# LEABHUIR

NA

# Seintiomna

AR NA

Ttarruing go gaidhlig tre ċúram ⁊ ḋúṫraċ an Doctúir

## UILLIAM BEDEL,

Roime so Easbug Chille móire a Néirinn,

Agus anois ar na ccur a ccló ċum maiṫios puiblidhe na Tíresin.

---

The BOOKS of the

# OLD TESTAMENT

Tranſlated into IRISH by the Care and Diligence of

## Doctor WILLIAM BEDEL,

Late Biſhop of *Kilmore* in *IRELAND*,

AND,

For the publick good of that Nation,

Printed at *London*, *Anno Dom.* MDCLXXXV.

# AN CHEAD LEABHAR DO MHAOISI DA NGOIRTHEAR GENESIS.

## CAIB. I.

• Psal. 33. 6. & 136. 5. Gniomh. na Neasbal 14. 15. & 17. 24. Eabhr. 11. 3. AN * ttús do ċruṫaidh Dia neṁ agus talaṁ.

2. Agus do bí an talaṁ gan foirm, agus folaṁ, agus do bí dorċadus ar aġaiḋ an aigéin, agus do ċorruiġ spiorad Dé ar aġaiḋ na nuisgeaḋ.

• 2 Cor. 4. 6. 3. Agus a dubhairt Dia, * bioḋ solus ann, agus do bí an solus ann.

4. Agus do ċonnairc Dia an solus gur maiṫ é, agus do roinn Dia idir an solus agus an dorċadus.

5. Agus do ġoir Dia don tsolus lá, agus don dorċadus do ġoir sé oiḋċe; agus do buḋ í an nóin agus an ṁaidean an ċéud lá.

• Psal. 136. 5. Jerem. 10. 82. & 51. 15. 6. Agus a dubhairt Dia, * bioḋ fiormament a meaḋón na nuisgeaḋ, agus roinneaḋ na huisgeaḋa ó na huisgeaḋaib.

7. Agus do rinne Dia an fiormament, agus do roinn na huisgeaḋa fós an bhfiormament ó na huisgeaḋaibh ós cionn na fiormamente; agus do bí mar sin.

8. Agus do ġoir Dia don fiormament neaṁ, agus do buḋ é an nóin agus an ṁaidean an dara lá.

• Job 38. 8. Psal. 33. 7. & 36. 6. 9. Agus a dubhairt Dia, * cruinniġṫear na huisgeaḋa atá fós neaṁ a néunáit, agus léigṫear an talaṁ tirim leis: agus do bí mar sin.

10. Agus do ġoir Dia don ṫalaṁ ṫirim talaṁ, agus do ċruinniġṫib na nuisgeaḋ do ġoir sé fairrge; agus do ċonnairc Dia gur maiṫ sin.

11. Agus a dubhairt Dia, tugaḋh an talaṁ féur, agus an luiḃ as a ttig síol, ⁊ crann toraiḋ do beir toraḋ do réir a ċinéil, a mbí a síol ann féin ar an ttalaṁ; agus do bí mar sin.

12. Agus tug an talaṁ minféur, agus luiḃ do beir síol do réir a ċinéil, agus crann do beir toraḋ, noċ ann a raib a síol do réir a ċinéil; agus do ċonnairc Dia gur maiṫ sin.

13. Agus do buḋ é an nóin agus an ṁaidean an tres lá.

14. Agus a dubhairt Dia, * bioḋh lóċrainn a bfiormament neiṁe do roinn eidir an lá agus a noiḋċe, agus bidís ar son ċomarṫaib agus ar son aimsearuibh, agus ar son laiṫibh agus bliaġnuib. • Deut. 4. 19. Psal. 136. 7.

15. Agus bidís mar soillsib a bfiormament neiṁe, do ṫabhairt solruis ar an ttalaṁ; agus do bí mar sin.

16. Agus do rinne Dia dá lóċrann ṁóra, an lóċrann as mó do riaġlaḋh an laoi, agus an lóċrann as luġa do riaġlaḋ na hoiḋċe; agus na réulta mar an cceadna.

17. Agus do suiḋiġ Dia iad a bfiormament neiṁe, do ṫabhairt solruis ar an ttalaṁ,

18. Agus * do riaġlaḋ ar an ló, agus ar an oiḋċe, agus do roinn eidir an solus agus an dorċadus; agus do ċonnairc Dia gur maiṫ sin. • Jer. 31. 35

19. Agus do buḋ é an nóin agus an ṁaidean an ceaṫramaḋ lá.

20. Agus a dubhairt Dia, tugaidís na huisgeaḋa amach go lionṁur an cruṫuiġ corruiġeaċ ann a bfuil anam, agus éunlaiṫ ḟloḋas eiteaḋ ós cionn na talṁan a bfiormament soilléir neiṁe.

21. Agus do ċruṫaiḋ Dia miola móra, agus gaċ uile ċréutuir beó corruiġeas, noċ tugadar na huisgeaḋa uatha go lionṁur do réir a ccinéil, agus gaċ uile éun sgiaṫánach do réir a ċinéil; agus do ċonnairc Dia gur maiṫ sin.

22. Agus do bẽnaiġ Dia iad, ag
rád; * bioḋ sib torrthach agus fir-
lionaiḋ, agus lionaiḋ na huisgeḋa ann
sna fairrgib, agus lionaḋ an eunlaiṫ
ar an ttalam.

* Caib. 8, 17. & 9. 1.

23. Agus do buḋ é an nóin agus
an maidean an cuigeḋ lá.
24. Agus a dubhairt Dia, tugaḋ an
talam uaḋa creutuir beó do réir
a ċineil, áirnéis, agus gac ni snámus
an talam, agus ainmiḋe na talman
do réir a ċineil; agus do bi mar sin.
25. Agus do riñe Dia ainmhidhe
na talmhan do réir a ċineil, agus áir-
néis do réir a cceneil, agus gach ni
snámhus ar an ttalamh, do réir a
ċineil; agus do ċonnairc Dia gur mhaiṫ
sin.
26 Agus a dubhairt Dia, * déunam
an duine ann ar ndeilb féin, do réir ar
ccosamhlasa féin, agus biodh tigear-
nus aige ós cionn éisg na fairrge agus
ós cionn eunlaiṫ an aieir, agus ós cionn
na háirnéisi, agus ós cionn na talman
uile, agus ós cionn an uile neiṫe sná-
mhus ar an ttalamh.

* Caib.5.1. & 9.6. Leabhar na Heagna 2. 23. 1 Cor.11. 7. Ephes.4.24. Col. 3. 10.

27. Mar sin do ċruṫaiḋ Dia an
duine an iomáiġ féin, a Niomhaiġ Dé
do ċruṫaiḋ sé é; * fearda, agus bain-
da do ċruṫaiḋ sé iad.

* Math.19.4.

28. Agus do bennuiġ sé iad, agus
a dubhairt Dia riu; * bioḋ sib torrtaċ
agus méuduiġiḋ agus lionaiḋ an ta-
lamh, agus ceannsuiġiḋ fúiḃ é; agus bioḋ
tigearnus agaiḃ ós cionn éisg na fair-
rge, agus ós cionn an uile neiṫe ċor-
raiġeas ar an ttalamh.

* Caib. 9. 1.

29. Agus a dubhairt Dia; féuch,
tug mé ḋiḃ gac uile luiḃ do beir siol
[uaḋa] da bfuil ar druim na talmhan,
agus gaċ uile ċrann ann a bfuil toradh
crainn do beir siol; * biaiḋ sé na biaḋ
ḋiḃ.

* Caib. 9. 3.

30. Agus dá gaċ uile beiṫeaċ ar
an ttalamh, agus dá gaċ uile eun sa
nadheir, agus dá gac ninni snámhus
air an ttalamh ann a bfuil anam, [tug
mé] gaċ uile luiḃ glas mar biaḋ:
agus do bi mar sin.
31. Agus * do ċonnairc Dia gach
ninni dá ndearna sé, agus féuċ do bí
go romhaiṫ: agus do buḋ é an nóin
agus an maidean an seiseḋ lá.

* Ecclus 39. 16.

## CAIB. 2.

Ar sin do crioċnuiġeaḋ na
neamhḋa, agus an talamh,
agus a sluaġ uile.
2. Agus * ann sa seaċ-
maḋ lá do ċrioċnuiġ Dia
a obair, noċ do riñe sé; agus do comh-
nuiġ sé ar an seaċtmhaḋ lá ó na obair
uile, noċ do riñe sé.

* Exod.20.11. & 31. 17. Deut. 5. 14. Eabhr. 4. 4.

3. Agus do bennaiḋ Dia an seaċ-
mhaḋ lá, agus do naomhuiġ sé é, do
bríġ gurab ann do sguir sé dá uile
obair, noċ do ċruṫaiḋ Dia agus do
riñe sé.
4. Is siad so geinealaiġ na neamhḋa,
agus na talmhan, a nuáir do cruṫai-
ġeḋ iad; ann sa ló ann ar ċruṫaiḋ an
tigearna Dia an talamh agus na
neamhḋa.
5. Agus gac planda don macaire
suil do bí sé ann sa talamh, agus gac
uile luiḃ don mhacaire sul do fás sé;
óir ni tug an tigearna Dia fearṫuin ar
an ttalamh, agus ni raiḃ duine do
ṡaoṫreoċaḋ an talamh,
6. Aċ do ċuaiḋ ceó suas ón dta-
lamh agus do fliuċ agaiḋ na talmhan
uile.
7. Agus do ċum an tigearna Dia
an duine do * luaiṫreaḋ na talmhan,
agus do séid ann a pollairiḃ anál na
beaṫa, agus * táinig an duine ċum beiṫ
na anam beó.

* Ecclus 17.1. 1 Cor. 15. 47.

* 1 Cor. 15. 45.

8. Agus do planduiġ an tigearna
Dia gáirdin tsoir ann Eden agus
do ċuir sé an duine do ċum sé ann sin.
9. Agus as an ttalamh do tug an
tigearna Dia ar gac uile chrann fás,
noċ is taitnemhach don tsuil, agus
is maiṫ ċum bió; crann na beaṫa mar
an cceudna a lár an gáirdín, agus
crann fesa maiṫesa agus uile.
10. Agus do ċuaiḋ abann amaċ as
Eden do fliuchaḋ an gáirdín agus do
roinneḋ

roimeḋ as sin í, agus táinig na ceiṫre
ceannuiḃ.
11. Ainm na ceud aibne * Pison, * Ecclus 24. 25.
a sí sin tig timċioll ṫíre Habilah uile,
áit a bfuil ór.
12. Agus is maiṫ ór na tíre sin;
(atá) ann, bdellium, agus an ċloch
ónix.
13. Agus an dara haband Gihon,
isí sin thimċiollus tír na Hétiópia
uile.
14. Agus ainm an tres aband Hi-
decel, a sí sin ṫéid a ttóib soir don
Asiria; agus an ceaṫramaḋ aband Eu-
phráteS.
15. Agus do glac an tiġerna
Dia an duine, agus do ċuir a ngáirdín
Eden é, dá ḋeasuġaḋ agus dá ċumdaċ.
16. Agus do aiṫin an tiġerna don
duine, dá ráḋ; do ṫoraḋ gach uile
ċrainn annsa ġairdín feudfuiġ tu diṫċe go
sóir.
17. Aċ do ċrann fesa maiṫesa a-
gus uilc ni iosaiḋ tú de sin; óir annsa
ló a niosa tú dhe, éugfa tú go dei-
ṁin.
18. Agus do ráiḋ an tiġerna
Dia; ni maiṫ an duine beiṫ na aonar:
do ḋéuna mé cungnam dó, bias iom-
ċúbaiḋ dó.
19. Agus as a ttalam do ċum an
tiġerna Dia a nuile beiṫeaċ an ṁaċaire,
agus gaċ uile éun an aéir, agus tug
leis ċum Adhaimh iad, dá feuċuin
creud do ġoirfeaḋ sé díob, agus giḋ bé
do ġoir Adhamh don uile ċreatúir beó,
a sé sin dob ainm dó.
20. Agus do ġoir Adhamh anmanna
don uile áirnéis, agus déunuiḃ a naiéir,
agus do uile beiṫeaċ an ṁaċaire, aċ do
Adhamh ni friṫ cungnam iomcubhaidh
dó.
21. Agus tug an tiġerna Dia
codlaḋ trom do ṫuitim ar Adham, a-
gus do ċodail sé: agus do glac sé
aon dá asnaib, agus do dúnaiḋ sé an
ḟeóil na áit sin.
22. Agus an asna do ben an ti-
ġerna Dia as an duine do ċum sé bean
de, agus tug sé ċum an duine í.
23. Agus a dubairt Adhamh, a nois
is cnáimh so dom ċnámuiḃ se, ⁊ feóil
dom ḟeóil, goirfiġear bean di, do ċionn
gurab as an bfear do * beanaḋ í. * 1 Cor. 11.8
24. * Uime sin fuigfiḋ an fear a * Math. 14. 5.
aṫair agus a ṁaṫair, agus ceangólaidh Marc. 10. 7.
dá ṁnaoi; agus béid na naoin ḟeóil. 1 Cor. 6. 16.
25. Agus do bádar araon lomnoċt Ephes. 51. 31.
an fear agus an bean, agus ni raibh
náire orra.

---

# CAIB. 3.

Nois do bí a naṫair nime ni
buḋ ceilguiḋe ná aoin beiṫeaċ
san ṁaċaire dá ndéarna an
tiġerna Dia, agus a du-
bairt sí ris an mnaoi: an eaḋ, a ndubairt
Dia, ni iostaoi dá gach aon ċrann sa
ngáirdín?
2. Agus a dubairt an bean ris an
naṫair nime, feudmaoid iṫċe do ṫoradh
ċrann an ġáirdín:
3. Ast do ṫoraḋ an ċroinn atá
a lár an ġáirdín, a dubairt Dia, ni iosa
sib dé súd, agus ni beanfaiḋ ris, deagla
go bfuiġeaḋ sib bás.
4. Agus * a dubairt a naṫair nime * 2 Cor. 11.3
ris an mnaoi; ni bfuiġti bás go deimin. 1 Tim. 2. 14.
5. Oir atá a fios ag Dia ann sa
ló a niostaoi de sin, go bfoisceóltar
bur súile, agus go mbeiṫí mar Dhée,
fios maiṫesa agus uilc aguiḃ.
6. Agus a nuáir do ċonnairc an bean
go raib (toraḋ) an ċroinn maiṫ ċum
biḋ, agus go raib taiṫneamaċ leis na
súilib, agus na ċrann ionduileamla chum
aoin do ḋéunam eagnuiḋe, do ġlac sí dá
ṫoraḋ, agus * do iṫ sí, agus tug * Ecclus 25.
mar an cceudna dá fear maille ria, a- 24. 1 Tim. 2.
gus do iṫ sé. 14.
7. Agus do hosglaḋ a súile araon,
agus do aiṫniodar go rabadar lom-
noċt, agus do fuáiġeadar duilleaḋa fige
dá ċéile, agus do rinneadar aprúin
dóib féin.
8. Agus do ċúaladar guṫ an
tiġerna Dé ag spaisdeóireaċt ann sa
ngáirdín a bfuardaċt an laoi, agus

dfolaiġ Adhamh agus a ben iad féin ó
fiaḋnaise an tiġerna Dé a measg ċrann
an ġáirdín.
9. Agus do ġoir an tiġerna Dia
ar Adhamh, agus a dubhairt ris: Cáit
a bfuil tú?
10. Agus a dubhairt seisean: do
ċuala mé do ġuth ansa ngáirdín, agus
do bhí egla orm do ċionn go raibh mé
nochtuiġe, agus do folaiġ mé méféin.
11. Agus do ráidh seisean; cia
dinnis duit go raibh tú nochtuiġe? an ith
tú don ċrann do aithin misi dhiot nach
iosfá de?
12. Agus a dubhairt an fear: an ben
tug tusa dam (cum beith) am foċair,
tug sí dam do thoradh an ċroinn, agus
dith mé é.
13. Agus a dubhairt an tiġerna
Dia ris an mnaoi; créud é so do rinne
tú? agus a dubhairt an ben, do meall
a nathair nimhe mé, agus do ith mé.
14. Agus a dubhairt an tiġerna
Dia ris a nathair nimhe: do bríġ go
ndéarna tú so, atá tú mallaiġthe ós
an uile áirnéis, agus ós gach uile
ainmhidhe an machaire: ar do bolg siubhó-
luis tú, agus luaithreadh iosas tú ar
feadh uile laethe do beatha.
15. Agus cuirfe misi námhadus
edradh agus an ben, agus eidir do
ṡíol agus a síolsan; brúiġfiḋ sé do
ċeannsa, agus brúiġfiḋ tusa a ṡálsan.
16. A dubhairt sé ris an mnaoi,
méideóċa mé go mór do ḋoilgios agus
do ṫoirrċiusġaḋ; a ndoilġes béuras
tú clann, agus dot ḟior (bias) ṫfon,
* 1 Cor. 14. 34. agus * do ḋéuna sé uachtaránachd ort.
17. Agus a dubhairt sé ré hAdham,
do bríġ go ttug tú éisdeacht do ġuth do
ṁná, agus gur ith tú don ċrann ar
aithin misi ḋiot, dá ráḋ, ní iosa tú ḋe;
atá an talamh mallaiġthe ar do ṡon, a
ndoilġios iosas tú ḋe ar feaḋ uile
laethe do beatha.
18. Droiġneach fós agus foġbann-
áin do ḃéuna sé ḋuit, agus iosa tú
luibh na talman.
19. A nallus haiġthe iosas tú
arán no go bfilliġ tú ċum na talman;
óir is aisde do benadh tú; óir is lu-
aithreadh tú agus ċum luaithridh fillfios
tú.
20. Agus do ġoir Adhamh Eubha
dá ṁnaoi, do bríġ gurab í máthair an uile
beó í.
21. Do Adhamh mar an ccéudna
agus dá ṁnaoi do rinne an tiġerna Dia
cótaiġhe croicinn, agus do éuduiġ sé
iad.
22. Agus a dubhairt an tiġerna
Dia; féuch, atá an duine ar na ḋéunamh
mar aon aguinn féin dfios maitheasa a-
gus uilc: agus a nois deagla go
ccuirfeaḋ a lámh amach, agus go nglac-
fadh fós do ċrann na beatha, agus go
niosfaḋ agus go mairfeaḋ go bráth;
23. Ar a nadbhur sin do ċuir an
tiġerna amach as gáirdín Eden é do
ṡaothrugaḋ an talaimh as ar tugaḋ é.
24. Mar sin do tiomáin sé an
duine amach, agus do ċuir sé ag an
ccuid soir do ġáirdín Eden Cheru-
biniġ agus cloidheamh lasarrdha noch do
iompoiġeaḋ ann gach uile taobh do ċoiméud
sliġe ċroinn na beatha.

## CAIB. 4.

AGus do luiġ Adhamh ré na
mnaoi Eubha; 7 do toirr-
ċeaḋ í, agus rug sí Cáin,
agus a dubhairt sí; do
ġnoṫuiġ mé duine ón dtiġerna.
2. Agus rug sí a ris a dearbhráthair
Abel, agus do bhí Abel na ḃóġe cao-
rach, agus do bhuḋ criadhaire Cáin.
3. Agus accionn aimsire tárla ann go
ttug Cáin leis do ṫoraḋ na talmhan
offráil don tiġerna.
4. Agus go ttug Abel mar an
ccéudna do ċéidġinibh a tréuda agus
dá ṡaillt; agus do bhí * meas ag an * Eabhruigh 11. 4.
ttiġerna ar Abel agus ar offráil.
5. Ach ní raibh meas aige a Ccáin
ná ann offráil: agus do bhí Cáin lán
dfeirg, agus do ṫuirling a ḋealbh.
6. Agus a dubhairt an tiġearna
ré Cáin; cioḋ fá bfuil tú feargach,
agus

agus créud fan ċlaoċluiġ tú do ċruṫ.
7. Má ní tú go maiṫ, naċ glac-
faiġṫear tú? agus muna ndéanna tú
go maiṫ, atá an peaċaḋ na luiġe ag an
ndorus, agus (biáidh) a ṁian ċugadsa,
agus riaġlóċaiḋ tú ós a ċionn.
8. Agus do ċomráiḋ Cáin ré na
ḋearbraṫair Abel, agus tárla an a nuair
do ḃádar ar an macaire gur éiriġ Cáin
suas a naġaiḋ Abel a ḋearbraṫar,
agus * gur marḃ é.
9. Agus a duḃairt an tiġearna ré
Cáin, cáit a ḃfuil do ḋearbraṫair
Abel? agus a duḃairt seision, ní fei-
dir liom sin: an misi coimhéudaiġ mo
ḋearbraṫar.
10. Agus a duḃairt seision, créud
do riñe tú? atá guṫ fola do ḋearbra-
ṫar ag éiġme orm-sa as an ttalam.
11. Agus a nois atá tusa mal-
luiġṫe ón ttalam, noċ do osgail a béul
do ġlacaḋ fola do ḋearbraṫar as do
láim.
12. A nuáir ṡaoṫróċus tú an ta-
lam, ní ṫiubra sé sa a neart duit, ad
ṫeiṫeaċ agus ad ḋeóraiḋe biaiḋ tú ann-
sa talamh.
13. Agus a duḃairt Cáin ris an
ttiġearna, as mó mo ṗionús ná mar
ḟéudaim iomċar.
14. Féuċ, do ḋibir tú mé ó aġaiḋ
na talman san ló a niuġ, agus foileo-
ċar ód ġnúis mé, agus béaḋ am ṫeiṫ-
eaċ agus am ḋeóraiġe ann-sa talam,
agus tiucfa as sin giḋ bé ar biṫ ṫei-
geomas riom, go marḃfiḋ sé mé.
15. Agus a duḃairt an tiġearna
ris, uime sin giḋ bé ar biṫ marḃfas
Cáin, do ḋéuntar a ṡeaċt noirid ḋío-
ġaltus air. Agus do ċuir an tiġearna
comarṫa ar Cháin deagla ċo nduine ar
na faġáil go marḃfaḋ é.
16. Agus do ċuáiḋ Cáin amaċ as
fiaḋnuise an tiġearna, agus do áitiġ
sé a ttír Nod, taoḃ soir do Eden.
17. Agus do luiġ Cáin ré na
ṁnaoi, agus do toirrċeaḋ í, agus rug
sí Enoch, agus do riñe caṫair agus
tug ainm uirre do réir anma a ṁic,
Enoch.

* Leabhar na Heagna 10. 13. Math. 23. 35. 1 Eoin 3, 12. Jude 11

18. Agus do Enoch rugaḋ Irad,
agus do ġein Irad Mehujael, agus do
ġein Mehujael Metusael, agus do
ġein Metusael Lamech.
19. Agus tug Lamech dias ban,
cúa díoḃ dar bainm Adah, agus an
dara bean dar bainm Sillah.
20. Agus rug Adah Iábal, do bé
sin aṫair na ndaoine do ċomnuiġeaḋ a
bpuiblib agus na ndaoine gá mbí áir-
neis.
21. Agus do bé ainm a ḋearbraṫar
Iúbal; do bé sin aṫair na nuile do ġla-
caḋ an ċláirseaċ agus na horgáin.
22. Agus Sillah mar an cceudna
rug Túbal-Cáin, fear múinte a nuile
fir ceirde do ṁoḋ cluḋas práis agus
iarainn: agus do bí dearbṡiur Ṫhúbal-
Cáin Náamah.
23. Agus a duḃairt Lamech ré na
ṁnáib Adah agus Sillah; éisdiġ ré
mo ġlór a ṁná Lamech, éisdigh rem
ċaint, óir do marḃus duine ċum mo
lot, agus duine óg ċum mo dhochair
féin.
24. Má dioġaltar ar Cháin seaċt
noirid, go deimin [dioġaltar] ar La-
mech seaċt agus seaċtmoġad oirid.
25. Agus do luiġ Adhamh ré na
ṁnaoi a ris, agus rug sí mac, agus
tug Seth dainm air: óir ar sisi, do ór-
duiġ Dia dam síol eile a náit Abel do
marḃaḋ lé Cáin.
26. Agus do Shéth rugaḋ mac
dóson mar an cceudna, agus Enos do
ġoir dainm de: ann sin do tosuiġ daoine
gairm ar ainm an tiġearna.

## CAIB. 5.



Sé so * leabar geinealaiġh Adhamh, an sa ló ionar cruṫaiḋ Dia an duine, * a ccosamlaċ Dé do riñe sé é.

* 1 Leabhar an Tseanchuis 1. 1.
* Leabhar na Heagna 2. 23

2. Fearḋa agus banda do ċru-
ṫaiḋ sé iad, agus do beannuiġ iad, a-
gus do ġoir Adhamh dainm dioḃ ann sa
ló ionar cruṫaiġeaḋ iad.

3. Agus

3. Agus do ṁair Adhamh céud agus triocad bliaġan agus do ġein [mac] ann a ċosaṁlas féin, do réir a ioṁaiġe, agus tug Seth dainm air.

4. Agus do budh iad láete Adhaim tar éis Seth do ġeinemhuin dó, ocht cceud bliaġan, agus do ġein sé mic agus inġena.

5. Agus na láete ar ṁair Adhamh uile, ba naoi cceud agus triocad bliaġan iad, agus fuair sé bás.

6. Agus do ṁair Seth céud agus cúig bliaġna, agus do ġein Enos.

7. Agus do ṁair Seth tar éis Enos do ġeinemhuin ocht cceud agus seacht mbliaġna, agus do ġein mic agus inġena.

8. Agus ba hiad láete Sheth uile naoi cceud agus dá bliaġain déug agus fuair sé bás.

9. Agus do ṁair Enos nócad bliaġan, agus do ġein Cáinan.

10. Agus do ṁair Enos tar éis Cáinan do gheinemhuin ocht cceud agus cúig bliaġna déug, agus do ġein mic agus inġena.

11. Agus bá hiad láete Enos uile naoi cceud agus cúig bliaġna, agus fuair sé bás.

12. Agus do ṁair Cáinan seachtmoġad bliaġan, agus do ġein Mahalaleel.

13. Agus do ṁair Cáinan tar éis Mahalaleel do ġeinemhuin, ocht cceud agus ceathracad bliaġan, agus do ġein mic agus inghena.

14. Agus dob iad láete Cháinan uile naoi cceud agus deich mbliaġna, agus fuair sé bás.

15. Agus do ṁair Mahalaleel trí ficid agus cúig bliaġna, agus do ġein Iáred.

16. Agus do ṁair Mahalaleel tar éis Iáred do ġeinemhuin, ocht cceud agus triocad bliaġan, agus do ġein mic agus inġena.

17. Agus dob iad láete Mhahalaleel uile ocht cceud agus nócad agus cúig bliaġna, agus fuair sé bás.

18. Agus do bí Iared beó ceud 7 seasgad 7 dá bliaġain, 7 do ġein Enoch.

19. Agus do ṁair Iared tar éis Enoch do ġeinemhuin ocht cceud bliaġan, agus do ġein mic agus inġena.

20. Agus dob iad láete Iáred uile, naoi cceud, agus seasgad agus dá bliaġain, agus fuair sé bás.

21. Agus do ṁair Enoch seasgad agus cúig bliaġna, agus do ġein Mathusalah.

22. Agus do siubail Enoch le Dia tar éis ġeinemhna Mhathusalah trí ċéud bliaġan, agus do ġein mic agus inġena.

23. Agus dob iad láete Enoch uile trí ċéud agus seasgad agus cúig bliaġna.

24. Agus * do siubail Enoch ré Dia, agus ní raibh sé ann, óir rug Dia leis é. * Ecclus. 44. 16. Eabhr. 11. 5.

25. Agus do ṁair Mathusalah céud agus ochtmoġad agus seacht mbliaġna, agus do ġin Lamech.

26. Agus do ṁair Mathusalah tar éis Lamech do gheinemhuin, seacht cceud, ochtmoġad agus dá bliaġain, agus do ġein mic agus inġena.

27. Agus dob iad láete Mhathusalah uile naoi cceud seasgad agus naoi mbliaġna, agus fuair sé bás.

28. Agus do ṁair Lamech céud ochtmoġad agus dá bliaġain, agus do ġein mac.

29. Agus do ġoir Naoi dainm de, dá rád; do béura an tí si meisneaċ dúinn a ttaoibh ar noibre agus saoṫair ar lám, do bríġ an talaim do malluiġh an tighearna.

30. Agus do ṁair Lamech tar éis Naoi do gheinemhuin, cúig céud nócad agus cúig bliaghna, agus do ghein mic agus inghena.

31. Agus dob iad láete Lamech uile, seacht cceud seachtmoġad, agus seacht mbliaghna, agus fuair sé bás.

32. Agus do bí Naoi cúig chéud bliaghan dáois, agus do ghein Naoi Sem, Ham, agus Iaphet.

CAIB.

## CAIB. 6.

AGus tárla a nuáir do toisigheadar na daoine ar lionad ar dhruim na talman agus rugad inghena dóib.

2. Go bfacadar mic Dé inghena na ndaoine go rabadar sgiamac, agus tugadar mná ċuca do nuile dhroing do ṫogradar.

3. Agus a dubhairt an tighearna; ni bía mo spiorad a ccomhnuidhe ag crioċán ris an nduine, do bhrigh gur feoil eision mar an ccéudna, giodheadh béid a láeṫe na ccéud agus fiċe bliaghan.

4. Do bádar aitiġe ar an ttalamh ann sna láeṫib sin; agus mar an ccéudna na diáigh sin, a nuair tangadar mic Dé a steaċ ċum ingena na ndaoine, agus rugadar [clann] dóib, do fásadar sin na ndaoinib árrsaġa, noċ do bí san tsean aimsir na ndaoinib iomráiteach.

5. Agus do ċonnairc Dia gur mór ċionnta an duine ar an ttalamh, agus gaċ uile bréaṫnuġad dá smuaintiġ a ċroide, * gurab olc é a ccomhnuiġe.

* Caib. 8. 21. Math. 15. 19.

6. Agus do budh aiṫreaċ leis an ttiġearna an duine do ḋéunam ar an ttalamh, agus do ġoill sé air ann a ċroide.

7. Agus a dubairt an tiġearna; sgriosfaid mé an duine do ċruṫaid mé ó agaid na talman; ar uile an duine agus an beiṫeaċ, agus an ni snámus agus éunlaith an aiéir, óir as aiṫreaċ liom a ndéunam.

8. Aċ fuair Nói grása a bfiaḋnuise an tiġearna.

9. A siad so geinealuiġ Nói, do bí * Nói na dhuine fhiréunta, agus iomlán ann a ġeinealaċaib, agus do siubail Nói lé Dia.

* Ecclus 44. 17. 2 Phead. 2. 5.

10. Agus do ġein Nói triur mac Sem, Ham, agus Iaphet.

11. Do bí an talamh mar an cceudna truáilliġe a bfiadnuisi Dé, agus do líonadh an talamh dfoiréigean.

12. Agus do féuch Dia ar an ttalamh, agus féuċ do bí sé truáilliġe, óir do truáill gaċ uile feóil a sliġe ar an ttalamh.

13. Agus a dubairt Dia ré Nói, táinic crioċ a nuile feóla am fiaġnuisi, óir is lán an talamh duréċoid triota san; agus féuċ, sgriosfuid mé iad maille ris an ttalamh.

14. Déuna duit féin áirc do ċoill Ghopher, do ḋéuna tú ionaid sa Náirc, agus cuirfe tú pic uirre astiġ agus a muiċ.

15. Agus a sé so [an tiomdhéunamh] ar a ndéuna tú í: a bfad na háirce béid tri ċéud cubad, a leiṫead caogad cubad, agus a háirde trioċad cubad.

16. Do ḋéuna tú fuinneóg do Náirc, agus crioċnoċaid tú í a ccubad suas, agus cuirfid tú dorus na háirce ar a taob; maille ré hiṡluġad, an dara agus an tres lota do ḋéuna tú í.

17. Agus féuċ, misi, misi féin do beirim tuile uisgeḋ ar an ttalamh do sgrios gaċ uile feóla ann a bfuil anál na beaṫa fáoi neamh; agus gaċ a bfuil sa talamh, do ġeba sé bás.

18. Aċ riotsa daingneóċaid mé mo ċunnrad, agus tiucfa tú a steaċ sa Náirc tú féin agus do ṁic agus do bean, agus mná do mac maille riot.

19. Agus do gaċ uile ni beó, da gaċ uile feóil béurfuid tú cúpla leis da gaċ uile sórt sa Náirc dá gcumdach beó agad, béid siad fearrdha agus banda.

20. Do néunlaiṫ do réir a gcinéil, agus do náinnéis do réir a ccineil, da gaċ uile ni siublas an talamh do réir a ċineil; cúpla do gaċ uile sórt ṫiucfas ċugad dá ccumdaċ beó.

21. Agus glac ċugad da gach uile biaḋ iṫear, agus cruinneoċaid tú ċugad é, agus biáid na biad duitsi agus dóibsion.

22. * Mar so do rinne Nói; do réir a nuile ni do aiṫin Dia dé is amlaidh sin do rinne sé.

* Eabhr. 11. 7.

## CAIB. 7.

AGus a dubhairt an Tighearna re
* Nói, tárr féin agus do
theaghlach uile ann sa Náirc, óir
do chonnairc mé fírēunta thú
am fhiadhnuisi annsa ngeinealach so.

* 2 Pheadair 2. 5.

2. Da gach uile bheathach ghlan bēurfaidh
tú leat na seachtuibh, fearrdha agus bannda:
agus do na beathaidhibh nach bhfuil glan na
ccúpluibh, fearrdha agus bannda.
3. Dēunlaith mar an cceudna an
aieir, na seachtuibh fearrdha agus bannda, do
chongmháil síl beó ar aghaidh na talmhan
uile.
4. Oir seacht lá fós agus do bēura
misi fá dhearna é, fearthuinn do dhēunadh ar
an ttalamh ceathrachad lá agus ceathra-
chad oidhche, agus gach uile shubstaint
beó da ndearna mē, sgriosfuidh mē
dabhaidh na talmhan iad.
5. Agus do rinne Nói do réir mar
do aithin an Tighearna dhe uile.
6. Agus do bhí Nói sē chéud blia-
ghan dhaois a nuáir do bhí an díle uisgeadh
ar an ttalamh.
7. Agus do chuáidh Nói a steach
a bhean, a mhic agus mná a mhac, maille
ris don Náirc do bhrígh uisgeadh na
dílionna.
8. Do na beathuighibh glana agus do
na beathuighibh neamhghlana, agus don
ēunlaith agus da gach énni dá siubhlann
ar an ttalamh;
9. Do chuaidh a steach a dó agus a
dó chum Nói ann sa Náirc, fearrdha agus
bannda mar do aithin Dia do Nói.
10. Agus tárrla a ndiáigh seacht lá,
go rabhadar uisgeadha na dílionna ar an
ttalamh.
11. Annsa seiseadh ceud bliaghan
dhaois Nói annsa dara mí, an seachtmadh
lá dēug don mhí, an lá sin féin do bri-
seadh a níos toibreacha a naighēin mhóir
uile, agus do hosgladh comhluighe uisge
neimhe.
12. Agus do bhí an fhearthuinn ar an
ttalamh ceathrachad lá agus ceathrachad
oidhche.
13. Annsa ló sin fēin, do chuáidh
Nói a steach, agus Sem, Ham, agus
Iaphet, mic Nói, agus bean Nói, agus
triúr ban a mhac leó don Náirc.
14. Iad fēin agus gach uile ain-
mhidhe do réir a chinēil, agus a nuile áir-
nēis do réir a ccinēil, agus gach ní
shnámhus ar an ttalamh do réir a ccinēil
agus gach uile ēunlaith da gach ēun
tsórt.
15. Agus do chúadar a steach chum
Nói annsa náirc, cúpla agus cúpla
da gach uile fheóil ann a bhfuil ánal na
beatha.
16. Agus a ndeachaidh a steach do
chuadar a steach fearrdha agus bannda dá
gach uile fheóil mar do aithin Dia dhe,
agus do dhruid an Tighearna é a stigh.
17. Agus do bhí an díle ar an
ttalamh ceathrachad lá agus ceathrachad
oidhche, agus do mhēaduigheadar na huis-
gidhe, agus do iomchradar suas a
náirc agus do tógbhadh súas í os cionn
na talmhan.
18. Agus do rugadar na huis-
gidhe buáidh agus do mhēaduigheadar go
hanmhór ar an ttalamh, agus do imthigh
a náirc ar uachtar na nuisgeadh.
19. Agus do rugadar na huis-
gidhe buáidh go hiomarcach ar an tta-
lamh, agus do bádar na cnuic árda
uile do bhí fo neamh ar na bhfolach.
20. Cuig cubhaid dēug do éirigh an
tuisge súas ⁊ do folchadh na slēibhte.
21. Agus do * éug gach uile fheóil
dár chorruigh ar an ttalamh, idir ēunuibh
⁊ áirnēis ⁊ ainmhintibh agus gach énni
shnámhus ar an ttalamh ⁊ gach uile dhuine.

* Leabhar na heagna 10. 4.

22. Gach ní ann a raibh anál na beatha
an a pholláiribh, don uile ní da raibh ar
talamh thirim, fuaradar bás.
23. Agus do sgriosadh gach uile
shubstaint beó noch do bhí ar dhruim na
talmhan, idir dhuine ⁊ beathach ⁊ an ní shna-
mhus ⁊ ēunlaith neimhe, ⁊ do sgriosadh
ón talamh iad, ⁊ * do fhan Nói amháin na
bheathaidh ⁊ an lucht do bhí na fochair sa náirc.
24. Agus do bhuadhuigh an tuisge ós
cionn na talmhan cēud ⁊ caogad lá.

* Leabhar na heagna 10, 4. 2 Phead. 2.5.

CAIB.

## CAIB. 8.

AGus do ċuimniġ Dia ar Naoi, agus gaċ uile ni beó ⁊ a uile áirnéis do bi na ḟoċair sa Náirc, agus do rinne Dia gaoṫ do ḋul tar a talaṁ, agus do ṫráoṫadar na huisgiḋe.

2. Do stopaḋ mar an ccéudna toibreaċa a naigéin agus fuinneóga neiṁe, agus do cosgaḋ a nfearṫuin ó neaṁ.

3. Agus do ḟilleadar na huisgiḋe ó beiṫ ar an ttalaṁ a ccomnuiḋe, ⁊ tar éis na ccéd agus na ccaogad lá do laġduiġeaḋ na huisgiḋe.

4. Agus do ċomnuiġ a Náirc ar an seaċtṁaḋ mi, ar an seaċtṁaḋ lá déug don mi ar sléibtib Ararat.

5. Agus do ṫráoṫadar na huisgiḋe a gcomnuiḋe gus an deaċṁaḋ mi: annsa deaċṁaḋ mi, ar an ccéd lá don mi do coṁarcas mulluiġe na sliab.

6. Agus tárla, a ccionn ċeaṫraċad lá gur osguil Naói fuinneóg na háirce do rinne sé féin.

7. Agus do ċuir sé amaċ fiaċ, noċ do ċuaiġ amaċ ag teaċt agus ag imṫeaċt nó gur tiormuiġeaḋ na huisgiḋe suas ón talaṁ.

8. Mar an gcéudna do ċuir sé colum uaḋa amaċ dfeaċuin nar ṫráoṫadar na huisgiḋe ó aġaiḋ na talman.

9. Aċ ni bfuair an colum áit ċomnuiġe do boinn a coise, agus do ḟill sí ċuige astéaċ do Nóe: óir do bádar na huisgiḋe ar uaċdar na talman uile. Ann sin do ċuir a láṁ amaċ, agus do ruġ uirre, agus do ṫarraing ċuige a stéaċ i do Náirc.

10. Agus do ḟan sé fós seaċt lá oile, agus a ris do ċuir sé an colum amaċ as a Náirc.

11. Agus táinig an colum ċuige tráṫ nóna a steaċ, agus féaċ do bi ann a gob duilleóg ċroinn ola noċ do ṫarrruing sí, as ar aiṫin Naói gur ṫráoṫadar na huisgiḋe ó ḋruim na talman.

12. Agus do ḟan sé fós seaċt lá oile, agus do ċuir an colum amaċ, noċ nar ḟill ċuige a ris ni is mó.

13. Agus tárla, sa naoṁaḋ agus sé ċéd bliaġan, san ċéud mi, san ċéud ló don mi, do tiormuiġeaḋ na huisgiḋe suas ón talaṁ, agus do aṫruiġ Naói folaċ na háirce, agus damharc sé, agus féuċ do bi aġaiḋ na talman tirim.

14. Agus annsa dara mi ar a seaċtṁaḋ lá fiċead don mi do bi an talaṁ tirim.

15. Agus do labair Dia re Naói, dá ráḋ:

16. Eiriġ amaċ as an áirc, tú féin agus do bean, agus do ṁic, agus mná do ṁac leat.

17. Beir leat amaċ gaċ éinni béo dá bfuil agad don uile ḟeóil idir éunlaiṫ, agus áirnéis, agus a nuile ni snaiġteaċ noċ snaiġios ar an ttalaṁ, ionnus go siolfuiḋ go lionmar ar an ttalaṁ, agus go rabaid torrṫaċ, ⁊ go ndéunaid iomaduġaḋ ar an ttalamh.

18. Agus do ċuaiḋ Naói amaċ, agus a ṁic, agus a bean agus mná a ṁac maille ris:

19. A nuile beaṫaċ, a nuile ni snaiġeas, agus a nuile éun, agus gaċ ni snaiġeas ar an ttalaṁ do réir a gcinéil, do ċuadar amaċ as a Náirc.

20. Agus do rinne Naói altóir don tiġearna, agus do ġlac do gaċ éinbeaṫaċ glan, agus dá gaċ uile éun glan, agus díoḃbuir offráil loisge ar a naltóir.

21. Agus do bolltnuiġ an tiġearna deaġbalaḋ, agus a dubairt an tiġearna ann a ċroiḋe ni millfiḋ mé a ris an talaṁ ar son an duine ó so amaċ; óir as olc * smuáineaḋ ċroiḋe an duine ón óige, ni mó buáilfead mé a ris ni is mó a nuile ni béo mar do rinne mé.

* Caib. 6. 5. Math. 15. 19.

22. An feaḋ ṁairfeas an talaṁ ni sguirfiḋ aimsir an tsiolċuir agus an foġṁair, agus an fuaċt agus an teas, agus an samraḋ ⁊ an geiṁreaḋ, agus an lá agus a noiḋċe.

# Caib. 9.

AGus do bheannuigh Dia Naói
agus a mhic, agus a dubhairt
* Caib. 1. 28. & 8. 17. riú; * bigi tórrthach, agus
iomaduighidh, agus lionaidh
an talamh.
2. Agus biaidh bhur neagla agus
bhur nuáman ar gach uile ainmhidhe ar
an ttalamh, agus ar gach uile éun
a naieir, ar gach uile ni da gcorruigh-
ean ar an ttalamh, agus ar iasg na
fairrge uile; an bhur láimh tugadh
iád.
3. Gach uile ni béo da ccorruighean
bia na biadh dhibhsi, amhuil mar an
* Caib. 1. 24. * luibh nglais tug mé dhibh a nuile
ni.
* Lev. 17. 14. 4. * Ach feóil maille ré na hanam,
eadhon a fuil, ni iósa sibh.
5. Agus go deimhin bhur bhfuil bhur
nanma, loirgfe misi; ar láimh a
nuile bheathaigh loirgfe mé i; agus ar
láimh an duine; ar láimh dearbhrathar
gach duine iarrfas mé anam an duine.
* Math. 26. 6. * Gidh bé dóirtfeas fuil duine, is
52. Taisbean. lé duine dhóirtfighear a fhuilsion; * óir
13. 10. * Caib. 1. 27. is a ndeilbh Dé do rinne sé an duine.
7. Agus sibhsi bigi tórrthach agus
iomaduighidh, geinidh go hiomarcach ar
an ttalamh, agus iomaduighidh ann.
8. Agus do labhair Dia ré Naói, 7
ré na macaibh maille ris, ag rádh:
9. Agus misi, féuch, misi daing-
nighear mo chunnradh ribhsi, agus ré bhur
siol bhur ndiaigh;
10. Agus ré gach uile chréutuir béo
dá bhfuil maille ribh do néunlaith, do náir-
néis, do nuile bheathach ar talamh atá
agaibh, ón uile da ndeachaidh amach as
an áirc do nuile bheathach ar talamh.
* Isai. 54. 9. 11. Agus * daingneochaidh mé mo
chunnradh ribh, agus ni sgriosfuighthear
amach gach uile feóil ni is mó lé huis-
gidhibh na dileann, agus ni mó bias dile
ann ni is mó do sgrios na talmhan.
12. Agus a dubhairt Dia, ag so
comhartha an chunnartha do nim eadrum
féin agus sibhsi agus gach uile chréa-
tuir béo dá bhfuil maille ribh, a ngein-
ealachaibh siorruidhe.
13. Suighim mo bhogha ansa néull, 7
biaidh sé mar chomhartha cunnartha ea-
drum féin agus an talamh.
14. Agus * as amhluidh bias, a * Ecclus. 43.
nuáir do bhéra mé néull ós cionn na tal- 11, 12.
mhan go bhfaicfighear an bogha ann sa
néull.
15. Agus cuimhneochaidh mé mo
chunnradh atá eadrum féin agus sibhsi,
agus gach uile chréatuir béo do nuile
feóil, agus ni tiocfaidh uisgidhe na
dilionn do sgrios gach uile feóla.
16. Agus biaidh an bogha ansa néull
agus féuchfa misi é, ionnus go ccuimh-
neocha mé an cunnradh biothbhuan eidir
Dia agus gach uile chréatuir béo do
nuile feóil dá bhfuil ar an ttalamh.
17. Agus a dubhairt Dia lé Naoi,
ag so comhartha an chunnartha daingni-
ghim eadrum féin agus gach uile feóil
dá bhfuil ar an ttalamh.
18. Agus mic Naói do chuáidh amach
as a náirc, dob iad Sem, Ham, agus
Iaphet. agus sé Ham athair Chaná-
ain.
19. A siad so triur mac Naói, 7
as uatha do lionadh an domhan uile.
20. Agus do thosuigh Naói ar
beith na chriadóir, agus do plannduigh
gárrdha finemhna.
21. Agus do ibh sé do nfion, agus
do bhi sé ar meisge, agus do bhi sé
lomnocht a stigh.
22. Agus do chonnairc Ham, athair
Chanaáin, a athair lomnocht, agus do
innis dá dhís dearbhrathar amuigh.
23. Agus do ghlac Sem agus Ia-
phet brat, agus do chuirsedar ar a
nguáillibh araón é, agus do chuádar a
ndiaigh accúl, agus do folchadar
lomnocht a nathar, agus do bhádar a-
naighthe ar analf agus ni facadar lom-
nocht a nathar.
24. Agus do mhúsgail Naói ó na
fion, agus do thuig cioth do rinne amhac
dob óige ris.

25. Agus

25. Agus a dubhairt, go madh mal-
laighe bhias Cánáan ; na seirbhisech
seirbhiseach bias sé agá dhearbhráithribh.
26. Agus a dubhairt, go madh beannui-
ghe tighearna Dia Shem, agus biái Ca-
náan na sheirbhiseach aige.
27. Do dhéuna Dia Iaphet go fair-
sing, agus áiteochaidh sé a bpuballaibh
Shem, agus biaidh Canáan na sheirbhiseach
aige.
28. Agus do mhair Naói dhéis na di-
leann trí chéud bliaghan agus caogad.
29. Agus dob iad laethe Naói uile,
naoi cceud agus caogad bliaghan, agus
fuair sé bás.

---

## caib. 10.


Noir a siad so geinealaigh
mac Naói, Sem, Ham, agus
Iaphet : agus rugadh mic
dóibhsin dhéis na dilionn.
* Leabhar an tSeanchuis 1. 5. 2. * Mic Iaphet : Go-
mer, agus Magog, agus Madai, agus
Iabhan, agus Tubal, agus Meisech,
agus Tiras.
3. Agus mic Ghómer : Ascenas,
agus Riphat, agus Togarmah.
4. Agus mic Iabháin : Elisah, a-
gus Tarsis, Kitim, agus Dodainim.
5. Is leó so do roinnedh oiléin na
ngentlidheach ann a bhfearannaibh; gach aon do
réir a tteangtha, do réir a muintire ann
a ccinidheachaibh.
1 Chroin. 1. 8. 6. Agus * mic Ham : Cus, agus
Misraim, agus Phut, agus Ca-
náan.
7. Agus mic Chus : Seba, agus
Habhilah, agus Sabtah, agus Raa-
mah, agus Sabtecha : agus mic Ráa-
mah, Seba agus Dedan.
8. Agus do ghein Cus Nemrod ;
do thosaigh seision beith na dhuine cumh-
achtach ar an talamh.
9. Ba mór an fear fiadhaighe é a la-
thair an tighearna ; uime sin a dubradh,
amhail Nemrod an sealgaire mór.
10. Agus bá hé tosach a rioghachta
Bábel, agus Erech, agus Accad,
agus Calneh a gcrich Shinair.
11. As an ttír sin do chuaidh As-
sur, agus dfóirgnigh Nimbheh, agus
an chathair Rehobot, agus Calach.
12. Agus Resen idir Nimbheh a-
gus Calach: is cathair mhór sin.
13. Agus do ghein Misraim Ludim,
agus Anamim, agus Lehabim, agus
Naphtuhim,
14. Agus Patrusim, agus Cas-
luhim, (ó a ttáinig Philistim) agus
Caphtoirim.
15. Agus do ghein Canáan Sidon a
chéad mac, agus Het,
16. Agus an Iebusitech, agus an
Temoritech, agus an Girgasitech,
17. Agus an Hibhiteach, agus
an Tairciteach, agus an Siniteach,
18. Agus an Tarbhaditeach, a-
gus an Semariteach, agus an Hama-
titeach : agus na dhiaigh sin do leath-
naigheadar treaba na cCanaaniteach amach.
19. Agus do bhí teorann na cCa-
naanitech o Shidon, mar thig tú go
Gérar, go Gása mar théid tú go So-
dom, agus go Gomorrah, agus Ad-
mah, agus Seboim, agus mar sin go
Lasa.
20. A siad so mic Ham, do réir a
ttreaba, do réir a tteangtha, ann a dti-
orthaibh, agus ann a gcinidheachaibh.
21. Do Shem mar an cceadna atháin
chloinne Eber uile, dearbhrathair Iaphet an
tsinsior, rugadh fós dhósan clann.
22. Clann * Shem : Elam, agus As- * 1 Chroin. 1.
sur, agus Arphaxad, agus Lud, agus 17.
Aram.
23. Agus clann Araim ; Us, agus
Hul, agus Geter, agus Mas.
24. Agus do ghein Arphaxad Sa-
lah, agus do ghein Salah Eber.
25. Agus * rugadh dias mac Dé- * 1 Chroin. 1.
ber : ainm aoin diob Peleg, óir as ann 19.
a laethibh do roinnedh an talamh : agus
Ioctan ainm a dhearbhrathar.
26. Agus do ghein Ioctan Almo-
dad, agus Seleph, agus Hasarma-
bhet, agus Ierah,

27, Agus Hadoram, agus Usal,
agus Diclah,
28. Agus Obal, agus Abimael,
agus Seba,
29. Agus Ophir, agus Habhilah,
agus Iobab: dob iad so uile clann
Ioctan.
30. Agus do bhí a náitreabh ó Mhe-
sa, mar théid tú go Sephar, sliabh don
tóibh soir.
31. A siadso mic Shem do réir
a ttreabha, do réir a tteangtha ann a
bhfearannaibh, agus do réir a gcini-
dheach.
32. Agus a siad so treabha mac
Naói do réir a ngeinealach ann a ccinió-
ghachaibh: agus leó so do roinneadh na ci-
nidheacha ansa doman a ndiaigh na dileann.

## CAIB. II.

AGus do bhí an doman uile ar
éinteangaidh amháin agus ar
aonghlór.
2. Agus tárla ar nais-
triughadh dóibh ó náird soir go bhfuara-
dar réidhtech a ttír Shináir, agus gur
chomhnuigheadar ann sin.
3. Agus a dubhradar gach aon ré
chéile, gluáisiomh, déunam bríceidh, agus
loisciom go hiomlán iad: agus is brice
do bhí aca mar chloich, agus pic thalmhuidhe
mar mhoirtéal.
4. Agus a dubhradar, gluáisiomh,
déunamh cathair dhúinn féin, agus
tor a roichfeas a bharr go neamh, agus
déunam ainm dhúinn féin, deagla go
sgaoiltear sinn ar fud na talman go
huilidhe.
5. Agus táinic an tighearna a nuas
dfhéchain na caithreach, agus an tuir
do rinneadar clann na ndaoine.
6. Agus a dubhairt an tighearna;
féuch is aon an pobal uile, agus is
éinteanga atá aca uile, agus do tho-
saigheadar so do déunamh, agus a nois
ni coimheócar éinni uatha dar smuaineadar
a déunamh.
7. Ag súd chugainn, déunuimne sios
agus buaidhrim a nglór, ionnus nach
dtuigfid siad glór a chéile.
8. Mar sin do sgaoil an tighearna
ó chéile iad as sin ar fud na talman
uile, agus do sguireadar an chathair do
thógbháil.
9. Is uime sin goirthear Babel dainm
di, * do chionn gur buaidhir an tighearna * Eagna 10.
ann sin teanga an domhain uile, agus do 5.
sgaoil an tighearna as sin iad ar fud
na talman uile.
10. * Ag so geinealach Shem: Do * 1 Chron. 1.
bhí Sem céud bliadhain daois, agus do 17.
ghein Arphaxad dá bliaghain a ndiaigh
na dileann.
11. Agus do mhair Sem tar éis Ar-
phaxad do ghenemhuin chúig céud blia-
ghan, agus do ghein mic agus inghena.
12. Agus do mhair Arphaxad cúig
bliaghna déug ar fichid, agus do ghein
Salah.
13. Agus do mhair Arphaxad tar
éis Salah do ghenemhuin, ceithre chéd
agus tri bliaghna, agus do ghein mic
agus inghena.
14. Agus do mhair Salah triochad
bliaghan agus do ghein Eber.
15. Agus do mhair Salah tar éis
Eber do ghenemhuin, ceithre chéd agus tri
bliaghna, agus do ghein mic agus in-
ghena.
16. Agus * do mhair Eber ceithre * 1 Chroin. 1.
bliaghna agus triochad, agus do ghein 19.
Peleg.
17. Agus do mhair Eber tar éis Pe-
leg do ghenemhuin ceithre céud bliaghan
agus triochad, agus do ghein mic agus
inghena.
18. Agus do mhair Peleg triochad
bliaghan, agus do ghein Reu.
19. Agus do mhair Peleg tar éis
Reu do ghenemhuin, dá chéud agus naói
mbliaghna, agus do ghein mic agus in-
ghena.
20. Agus do mhair Reu triochad agus
dá bliaghain, agus do ghein Serug.
21. Agus do mhair Reu tar éis Se-
rug

rug do ġeineaṁhuin, dá ċéud agus seaċt
mbliaġna, agus do ġein mic agus in-
ġeana.
22. Agus do ṁair Serug trioċad
bliaġan, agus do ġein Nahor.
23. Agus do ṁair Serug tar éis Na-
hor do ġeineaṁhuin, dá ċéud bliaġan, a-
gus do ġein mic agus inġeana.
24. Agus do ṁair Nahor naoi mbli-
aġna fiċiod, agus do ġein Terah.
25. Agus do ṁair Nahor tar éis Te-
rah do ġeineaṁhuin, céud 7 naoi mbliaġna
déug, agus do ġein mic agus inġeana.
26. Agus do ṁair Terah seaċtṁoġad
bliaġan, agus do ġein * Abram, Na-
hor, agus Haran.

* Josh. 24, 2. 1 Chroin. 1. 26.

27. A nois a siad so ġeinealuiġ
Therah: do ġein Terah Abram, Na-
hor, agus Haran; agus do ġein Ha-
ran Lot.
28. Agus do éug Haran roimhe a
aṫar, ann a tír dúṫaiġ féin ann Ur na
Gcaldéanach.
29. Agus tug Abram agus Nahor
mná ċuca, ainm ṁná Abram Sarai,
agus ainm ṁná Nahor Milcah, inġin
Haran, aṫair Mhilcah, agus aṫair
Iscah.
30. Aċ do bí Sarai aimrid; ní raib
clann ar bit aice.
31. Agus do ġlac Terah Abram
a ṁac, agus Lot mac Harain mac a
ṁic, agus a baincliaṁuin Sarai bean
a ṁic Abram, agus do ċuadar amach
leó ó * Ur na Gcaldéanach do dul go
tír Chanaáin; agus tangadar go
Haran, agus dáitreabhuiġeadar ann sin.
32. Agus do ṁair Terah dá ċéud
agus cúig bliaġna, agus do éug Te-
rah ann Haran.

* Nehem. 9.7. Judit. 5. 7, Gniomh. 7.4.

## Caib. 12.

* Gniomh. 7.3.



Nois * a dubhairt an tiġearna
ré Abram, imtiġ romad as
do tír, agus ód ġaol, agus
ó tiġ hatar go fearann
taisbeanfus misi dhuit.
2. Agus do déuna mé cineadh mór
díot, agus beannóċuiḋ mé tú, agus do
déuna mé hainm mór; agus biaiḋ tú ad
beannuġaḋ.
3. Agus beannóchuiḋ mé an méid
beannóċus tú, agus mailleoċuiḋ mé an
té ṁailleoċas tú: is * ionadsa beannó-
ċar treaba an doṁain uile.
4. Mar sin do imtiġ Abram mar a
dubhairt an tiġearna ris, agus do ċuaiḋ
Lot leis: agus do bí Abram seaċtmo-
ġad agus cúig bliaġna dʼaois, a nuáir
do imtiġ sé as Haran.

* Caib. 18.18 & 22. 18. Gniomh. 3.25. Gal. 3. 8.

5. Agus rug Abram Sarai a bean
leis agus Lot mac a dearbhraṫar agus
a substaint uile noċ do ċruinniġeadar,
agus na hanmanna fuaradar ann Ha-
ran: agus do ċuadar amaċ do dul
go tír Chanaáin, agus tangadar go
tír Chanaáin.
6. Agus do ġluáis Abram tríd an
bfearann go háit Shichem go réitech
Moreh: agus do bí an Canaaniteach
ann tan sin san bfearann.
7. Agus do foillsiġ an tiġearna
é féin do Abram agus a dubhairt; * is
dod śiolsa do bearna mé an dúṫaidsi:
agus ann sin do riñe sé * altóir don
tiġearna noċ do taisbéin é féin dó.

* Caib. 13.15.

* Caib. 13. 4.

8. Agus do aṫruiġ sé as sin go
sliab taoib soir do Bhetel, agus do
śuiḋiġ a pailliún, ar mbeiṫ do Bhetel
don taoib siar de, agus Hai don taoib
soir agus do riñe altóir ann sin don
tiġearna, agus do ġoir ar ainm an
tiġearna.
9. Agus do aistriġ Abram ag
dul ar aġaiḋ a gcoṁnuiḋe don taoib ó
deas.
10. Agus do bí gorta ann sa tír,
agus do ċuaiḋ Abram síos don Egipt
do ċoṁnuiġe ann sin, óir do bí an gorta
doilġeasaċ sa talaṁ.
11. Agus tárla a nuáir do bí sé
ar teaċt a bfogus do dul a steaċ don
Egipt, go ndubhairt sé ré Sarai a bean,
féuċ anois as aitne daṁsa go bfuil
tusa ad ṁnaoi sgiaṁaiḋ ré féaċuin ort.
12. Uime sin teigeómaid a nuáir
do ċífid na Hégiptigh tú, go naibeo-
ruid

marḃaid siad; a si so a ben, agus marḃ-
ḟid misi agus cóimeóċaid tusa beó.

13. Guidim tú, abair gur tú mo
ḋeirbḟiur; ċor go mbeiṫer go maiṫ ar
do ṡonsa lem, agus go mairḟiḋ manam
ar do ṡonsa.

14. Agus tárla a nuáir ṫáinic
Abram don Egipt, do ċoncadar na
hÉgiptigh an bean go raiḃ si roisgi-
aṁach.

15. Do ċoncadar mar an ccéadna
prionnsaiḋe Pháraó í, agus do ṁoladar
í a laṫair Pháraó, agus rugaḋ an ben
a steċ go tiġ Pháraó.

16. Agus do bí Pháraó go maiṫ
re Abram ar a son, agus do bádar
caoiriġ aige, agus daiṁ agus asail,
agus seirḃisiġ fer agus seirḃisiġ
ban, agus banasail, agus cámaill.

17. Agus do ṗláiġ an tiġerna
Pháraó lé pláġuiḃ móra ar son Shá-
rai ben Abram.

18. Agus do ġoir Pháraó Abram,
agus a dubairt; créd é so do riñe tú
oram, créd nár iñis tú ḋaṁ gur bí do
ben í?

19. Créd fá ndubairt tú, a si mo
ḋerbḟiur í; mar sin do ḟéduinn sí a ta-
bairt ċum mnaoi; uime sin a nois féuċ do
ben, gab ċugad í agus imṫiġ roṁad.

20. Agus tug Pháraó aiṫne dá
ṁuinntir dá taoiḃ, agus do ċuireadar ar
siubal é féin agus a ben agus a nuile
ni do bí aige.

---

CAIB. 13.

AGus do ċuaiḋ Abram suas
as an Egipt; é féin agus
a ben agus a nuile ni do bí
aige.

2. Agus do bí Abram ro ṡaiḋḃir
a náirnéis, a nairgead agus a nór.

3. Agus do imṫiġ ar aġaiḋ, ann a
aistrib ón taoiḃ ó ḋes eadhon go Bétel,
gus an áit a raibh a pháilliún ar
tús eidir Bétel agus Hái.

4. Go * háit na haltóra do riñe ** Caib. 12.7.
sé ann sin ar ttús: agus do ġoir
Abram ann sin ar ainm an tiġerna.

5. Agus Lot mar an ccéadna, do
ċuáiḋ le Abram, do bádur tréuda a-
gus airiġe, agus páilliuin aige.

6. Agus ni ṫáinic do nferann a ni-
omċur, ionnus go náitreobaidís a bfo-
ċair a ċéile: óir do bí a substaint
commór sin, nár bféidir leó comnuiġe
a ndonáit.

7. Agus do bí imresan eidir aoḋai-
rib áirnéisi Abram, agus aoḋairib áirn-
éisi Lot: agus do áitreabadar na Ca-
náanitigh, agus na Perisitigh an
tan sin ann sa dúṫaiġ.

8. Agus a dubairt Abram re Lot,
guidim ṫú ná bioḋ cennairge ar biṫ ed-
rumsa agus tusa, nó idir maoḋairibh
agus taoḋairib: óir is derbráiṫre sinn.

9. Nać bfuil an dúṫaiġ uile roṁad?
guidim ṫú deluiġ tú féin riomsa: maḋ
áil lés gab don láiṁ ċlé; ann sin geba
misi don láim ḋeis: nó [ma ṫéiḋ] tú
don láiṁ ḋeis, ann sin raċa misi don
láiṁ ċlé.

10. Agus do ṫóg Lot a ṡuile sú-
as, agus do ċonnairc réiṫech Iordán
uile, go raiḃ uisge go maiṫ ar gaċ éun
taoḃ sul do sgrios an tiġerna Sodom
agus Gomorrah, eadhon amhuil ġáirdín
an tiġerna, cosṁuil re talaṁ na Héi-
gipte mar ṫig tú go Soar:

11. Ann sin do ṫoġ Lot dó féin
réiteċ Iordáin uile, agus do aistriġ
Lot soir, agus do ḋeluiġedar iad
féin gaċ aon o ċéile.

12. Do ċomnuiġ Abram a ttír Cha-
náain, agus do ċomnuiġ Lot a ccaiṫ-
reċaib an réitiġ, agus do ṡuiḋiġ a
ṗáilliun leṫ re Sodom.

13. Aċ do bádar daoine Shodom go
holc, agus na bpeacaċuib a bfiaḋnuisi an
tiġerna go hiomurcach.

14. Agus do ráiḋ an tiġerna re
Abram tar éis Lot dimṫeċt uaḋ: Tóg
suas a nois do ṡuile, agus féuċ ón
áit a bfuil tú do ṫuaiġ, agus do ḋes,
soir agus siar.

15. Oir an ferann uile do ċí tú do
béura

* Caib. 12.7. & 26.4. Deut. 34.4. ḃeura-misi * ḋuit é, agus dot ṡíol go
bráṫ.
16. Agus do ḋéna mé do ṡíol a-
mhail luaiṫreaḋ na talman, ionnus maḋ
ḟéudan neaċ luaiṫreaḋ na talman d'ái-
reaṁ, ann sin áireoṁṫar do ṡíolsa mar
an gcéadna.
17. Eiriġ, siubail ar feaḋ a ndear-
ṁuinn, ann a faḋ agus ann a leiṫeaḋ, óir
do ḃéura misi ḋuit é.
18. Ann sin do aṫruiġ Abram a
ṗáilliún, agus táinic, agus do ċóm-
nuiġ a réiteaċ Mhamre, noċ atá ann E-
bron, agus do ċuir suas ann sin al-
tóir don tiġearna.

---

## Caib. 14.



gus tarla a laéṫib Amra-
phel Ri Sinair, Arioch Ri
Ellasar, Chedarlaomer Ri
Elamh, agus Tidal Ri na
gcineaḋaċ.
2. Go ndearnadar so cogaḋ re Be-
ra Ri Sodom, agus re Birsah Ri
Gomorrah, Sinab Ri Adamah, agus
Semeber Ri Seboiim, agus re Ri Béla
eaḋon Soar.
3. Do iaḋadursa uile re ċéile a
ngleann Siddim, noċ ar bé an fairrge
saillte.
4. Da ḃliaḋain déug do ḃádur ag
seirḃis do Chedorlaomer, agus ar
an treas bliaḋan déug do ċogadur
na aġaiḋ.
5. Agus ansa ceaṫramhaḋ blia-
ḋain déug tainic Chedorlaomer, agus
na Riġṫe do ḃí na ḟoċair, agus do
ḃuáileadur na Rephamigh an Asteroth
Carnaim, agus na Susimiġ ann Ham,
agus na hemimiġ an Sabeh ciriataim.
6. Agus na hoirritiġ ann a sliab
Seir go nuige Elparan noċ ata láim
ris an ḃfásaċ.
7. Agus do ḟilleadar, agus tan-
gadar go hEnmispat eaḋon Cádes, ⁊
do ḃuaileadur crioċ na Namalecitech
uile, agus mar sin na hamoritiġ do
áiṫreaḃaiġ hAseson-tamar.
8. Agus do ċuaiḋ amaċ ann sin
riġ Sodom agus riġ Béla (eaḋon Soar)
agus dorduiġeadar caṫh riu a ngleann Sid-
dim.
9. Re Chedorlaomer riġ elam,
agus re tidal riġ na gcineaḋaċ agus
Amraphel Ri Sinair, agus harioch
riġ Ellasar, ceiṫre riġṫe re cúig
riġṫib.
10. Agus do ḃí gleann Siddim lán
do lóguiḃ pice talṁuiḋe, agus do ṫeiċ
riġ Sodom agus Gomorrah, agus do
ṫuiteadur ionta sin; agus an méid do
mair do ṫeiṫeadar fán tsliab.
11. Agus rugadur léo maiṫeas
Shodom agus Ghomorrah uile, agus
a mbiadh uile, agus do imṫigheadar
rompa.
12. Agus do ġabadur Lot mac
dearbraṫar Abram, noċ do áiṫreaḃ a
Sodom, agus a ṁaóin, agus do imṫhi-
ġeadur.
13. Agus táinig neaċ do ċuáiḋ as,
agus d'innis do Abram an teabruiḋeach;
óir do áiṫriḃ sé a réiteċ Mhamre, an
tamoritech, dearbraṫar Escoil, agus
dearbraṫar Aner, agus do ḃádur so
a ccoṁċeangal re Abram.
14. Agus a nuair do ċualaiḋ Abram
go raiḃ a ḋearbraṫair gabṫa na priosú-
naċ, do áiriṁ sé [a seirbisiġ] foġ-
ḋiurṫa rugaḋ ann a tiġ féin, tri ċéud
agus oċt ḃfir déug, agus do ṫóruiġ
iadsan go Dan.
15. Agus do roinn é féin na naġaiḋ,
é féin agus a seirbisiġ sa noiḋċe, ⁊
do ḃuail iád, agus do lean orra go
Hoba atá ar an láimh ċlé do Dha-
mascus.
16. Agus tug na creaċa uile ar
a nais, agus fós tug ar ais a ḋear-
braṫair Lot agus a maiṫeas, agus na
mná fós, agus na daoine.
17. Agus do ċuaiḋ riġ Sodom a-
maċ na ċoinne tar éis filleaḋ ó marḃaḋ
Chedorlaomer agus na riġṫe do ḃí
na ḟoċair a ngleann Sabeh, eaḋon * gleann an * 2 Sam. 18. 18.
righ.

18: Agus

* Eabhruigh 7. 1. 18. Agus * tug Melchisedec Rig
Sálem amach arán agus fíon; agus do
bé sagart an Dé ro áird é.
19. Agus do bennuig é, agus a du-
bhairt: bíodh Abram bennuighe on Dia ar
ro áirde, sealbhuighe neimhe agus tal-
man.
20. Agus go madh bennuighe an Dia
ar ro áirde, noch do thoirbhir do naimhde
* Eabr. 7.4. ann do láimh: agus tug sé * dechmhadh
a nuile neithe dó.
21. Agus a dubhairt Rig Sodom ré
Hábram: tabhair damhsa na persana,
agus glac an maóin dhuit féin.
22. Agus a dubhairt Abram ré Rig
Shodom: do thóg mé suas mo lámh chum
an tighearna an Dia ar ro áirde, seal-
bhuighe neimhe agus talman.
23. Nach glacfaidh misi ó snáithe
go héill bróige, agus nach glacfa mé
einni is leisa, deagla go naibeórtá, do
rinne mé Abram saidhbhir.
24. As amháin a nduadhuir na ho-
gánuigh, agus cuid roinna na muintire do
chuaidh liom, Aner, Escol, agus Mam-
re, glacaidís sin a ccuid roinna.

## CAIB. 15.



Ndiaigh na neitheannsa, táinig
briathar an tighearna chum
Abram a ttaisbenadh ag
rádh; ná himeaglaigh a Abram,
is misi do sciath agus do
Psal. 16.5. * luáidheacht romhór.
2. Agus a dubhairt Abram: a thighear-
na Dia, creud do bhéara tú damh, ó
táim ag imtheacht gan chloinn, agus gu-
rob é an Teliezer so ó Dhamascus
stiobhard mo thighe.
3. Agus a dubhairt Abram, feuch, ni
thug tú síol ar bith damh; agus feuch,
maoin rugadh ann mo thigh, asé is oighre
oram.
4. Agus feuch, táinig briathar an
tighearna chuige, dá rádh; ni hé so bus
oighre ort, acht an té thiocfus amach
as tiribh féin bus oighre ort.
5. Agus tug leis amach é, agus
a dubhairt; feuch anois a néamh, áirimh na
reulta más éidir leat a náireamh: agus
a dubhairt sé ris, * as marso bhias *Rómh. 4.18.
do shíol.
6. Agus do chreid seision ann sa
tighearna; agus * do mheas sé sin dó na *Rómh. 4.3. Gal. 3. 6.
fhíreuntacht. Séum. 2.20.
7. Agus a dubhairt sé ris, as misi
an tighearna tug amach tú as Ur na
na gCaldéanach do thabhairt na tíresi
duit, chum a beith na hoighreacht agad.
8. Agus a dubhairt seision; a thighear-
na Dia, cionnus bhias a fios agum go
madh oighreacht damh í.
9. Agus a dubhairt ris; glac damh-
sa colpach thri mbliadhan daóis, agus
gabhar bainneann thri mbliadhan daóis, a-
gus reithe thri mbliadhan daóis, agus
turtair agus colum óg.
10. Agus do ghlac sé iadsô uile
chuige, agus do rann se ann a lár iad,
agus do chuir gach maóin píosa as coinne
a chéile: ach níor roinn sé na héin.
11. Agus a nuáir tangadar a
neunlaithe a nuas ar na conablachaibh do
dhíbir Abram iad.
12. Agus a nuáir do bhí an ghrian
ag dul faoi, do thuit codladh trom ar
Abram, agus feuch do thuit uathbhás
dorchadais móir air.
13. Agus a dubhairt Dia ré Abram:
bíodh a fios agad go dearbhtha go mbiáidh
do shíol na * coimhightheacha a ndúthaigh *Gníomh. 7. 6.
nach léo féin, agus do dhéanuid seirbhís
dóibh, agus go mbéid a ndaoirse aca
ceithre chéd bliaghan.
14. Agus mar an gcedna an cin-
eadhsin dá ndéanuid seirbhís béuradsa breith
orra, agus na dhiaigh sin tiocfaid a-
mach maille ré maóin móir.
15. Agus rachaidh tusa chum hai-
threach a siothchain, agus adhlocthar tú a
naóis foirfe mhaith.
16. Ach san cheathramhadh geinealach
tiocfaid siad ann so a ris; óir ni
bhfuil éigceart na Namoraitech iomlán
fós.

17. Agus

17. Agus tárla a nuáir do ċuáidh an ġrian fói, agus go raibh dorċa, féuċ fuirnis ḋeaṫaċ agus tóirsi le teinidh, noċ do imtiġ triḋ na codċaibh sin.

18. Anṡa ló ċeudna sin do riṅe an tiġearna ċunnradh ré hAbram, dá rádh; * dot ṡiolra tug mé an tírsi ó abhuinn na hÉigipte go nuige an sruṫ mór, sruṫ Euphrátes:

* Caib. 12. 7. & 13. 15. & 26. 4. Deut. 34. 4.

19. Na Cinetigh, agus na Cineisitigh, agus na Cadmonitigh,

20. Agus na hititigh, agus na Perisitigh, agus na Rephamitigh,

21. Agus na hamoritigh, agus na Canaanitigh, agus na Girgasitigh, agus na Iebusitigh.

---

## CAIB. 16.

ANOIS, ni rug Sárai bean Abram clann ar biṫ dó, agus do bí inilt Egipteaċ aice, dar bainm Hágar.

2. Agus a dubhairt Sárai ré hAbram: féuċ a nois do ċoirmisg an tiġearna misi ó breiṫ; iarruim ort téig a steaċ ċum minilte; dob éidir go bfuiġinn clann dá taoibh; agus tug Abram aire do ġlór Sharai.

3. Agus do ġlac Sárai bean Abram Hágar a hinilt an tÉgipteach, a ndiáiġ Abram dáitreabh deiċ mbliadhna a ttír Chanáain, agus tug sí dá fear Abram í do beiṫ na mnaoi aige.

4. Agus do bí sé ag Hágar agus do toirrċeadh í, agus a nuair do ċonnairc sí go raibh sí torraċ, do bí a maiġistreas tarcaisneaċ na radharc.

5. Agus a dubhairt Sárai ré hAbram: bíodh méugcóir orrsa, tug mé mo ċailín dod uċd, agus a nuáir do ċonnairc sí go raibh torraċ, do bí misi tarcaisnech na radharc: go ndéuna Dia breiṫeamhnus eadrumsa agus tusa.

6. Aċ a dubhairt Abram ré Sárai: féuċ atá do ċailín ad láimh féin, déuna ría mar do ċíteaṙ duit: agus a nuáir do masluiġ Sárai í, do teiṫ sí ar a fiaġnuisi.

7. Agus fuáir aingel an tiġearna í láimh ré tobar uisge, san bfásach: láimh ris an ttobar ar a slíġe go Súr.

8. Agus a dubhairt sé; a Hágar, a ċailín Sharai, cia as a ttáinig tú? agus cáit a ttéid tú? Agus a dubhairt sisi; atáim ag teiċeadh ó radharc mo maiġistreas Sárai.

9. Agus do ráidh aingel an tiġearna ría: fill ar do maiġistreas, agus umhluiġ tú féin fa na lámhaibh.

10. Agus a dubhairt aingel an tiġearna: méideoċuidh mé do ṡíol, naċ budh féidir a áireamh ar iomadamlaċ.

11. Agus a dubhairt aingel an tiġearna ría; féuċ atá tú torraċ, agus béura tú mac, agus do béura tú Ismael dainm air: do ċionn go ccuála an tiġearna do buaidhreadh.

12. Agus bia sé na duine fiadha; biaidh a lámh a naġaidh gaċ aondaoine, agus lámh gaċ aondaoine na aġaidh: agus * coimneoċuidh sé a laṫair a dearbhraṫar uile.

* Caib. 25. 18

13. Agus do ġoir sí ainm an tiġearna do labhair ría: tusa a Dhé do ċí mé: óir a dubhairt sí, nar féuch misi mar an cceudna anso a ndiáiġ an té do ċí mé.

14. Uime sin do goireadh don tobar Beerlahairoi: féuc, atá sé idir Chades agus Bered.

15. Agus rug Hágar mac do Abram, agus do ġoir Abram Ismael dá mac rug Hágar.

16. Agus do bí Abram ceiṫre fiċid agus sé bliadhna dhaois, a nuáir rug Hágar Ismael dó.

## CAIB. 17.

AGus a nuáir do ḃí Abram
nóċad agus naoi mbliaḋna
dhéag; do ṫaisbéin an Ti-
ġearna é féin do Abram, a-
gus a dubhairt ris; Is misi an Día uile
ċumaċtaċ, * siubhail am ḟiaḋnuisi agus * Caib. 9. 22.
bí diongṁalta.
2. Agus do ḋéuna mé mo ċunnradh
eadrum agus tú, agus méideoċaiḋ mé
tú go hanmór.
3. Agus do ṫuit Abram ar a ġnúis,
agus do ċomráiḋ Día ris, dá ráḋ;
4. Ar mo ṡonsa, féuċ, atá mo ċun-
radh riot, agus biaiḋ tú a t'aṫair mó-
ráin ciniḋeaċ.
5. Agus ní Hábram bus ainm ort
ó so amaċ; aċ buḋ é hainm Abraham,
* óir ad t'aṫair moráin do ċiniḋeaċaiḃ do * Romh. 4. 17.
rinne me ṫú.
6. Agus do ḋéuna mé ro ṫorrṫaċ
ṫú, agus do ḋéuna mé ciniḋeaċa dhíot,
agus tiocfaid ríġṫe asad amaċ.
7. Agus daingneoċaiḋ mé mo ċun-
radh eadrum féin agus tú, agus eadrum
féin agus do ṡíol ad ḋiaiġ ann a nge-
inealaċaiḃsin mar ċunnradh síorruiḋe, do
beith am Dhia dhuitse agus dot ṡíol
ad ḋiaiġ.
8. Agus do ḃéura mé duitsi agus
dot ṡíol ad ḋiaiġ an fearann ann a bfuil
tú ar cuairt, tír Chanaáin uile, mar
ṡeilb ṡíorruiḋe; agus bia mé mar
Dhia aca.
9. A dubhairt Día ré Hábraham;
coiṁéudfaiḋ tú mo ċunnraḋ ar a naḋ-
ḃarsin, tú féin agus do ṡíol ad ḋiaiġ
ann a ngeinealaċaiḃ.
10. A sé so mo ċunnraḋ noċ ċoiṁéll-
faidhe eadrumsa agus ibhse, agus do
ṡíol ad ḋiaiġ; * gaċ uile ġein mic * Ghníomh. 7. 8.
bur measg biaiḋ sé timċhillġearrṫa.
11. Agus timċillġearrfaid feóil
bur reuṁċroiceann, agus * biaiḋ sin mar * Gníomh. 7. 8. Rómh. 4. 11.
ċomarṫa an ċunarṫa eadrumsa agus
ibhse.
12. Agus * an mac biaſ oċt lá * Levit. 12. 3. Lúc. 2. 21. Eóin 7. 22.
dhaois eadruiḃ, timċiollġearrfar é, gaċ
uile ġein mic ann bur ngeinealaċaiḃ, an
té beirṫear annsa tiġ, no ċeannoċar ar
airgeod ó ċoiṁṫiġeaċ ar biṫ, naċ bfuil
dot ṡíolsa.
13. An té rugaḋ ann do ṫiġ, agus
an té ceannċaḋ ar hairgeod, is éigin a
mbeiṫ timċillġearrṫa, agus biaiḋ mo
ċunnraḋ ann bur bfeóil mar ċunnradh
síorruiḋe.
14. Agus an leanaṁ mic gan tim-
ċillġearraḋ, gá mbia feóil a reuṁċroi-
ceann gan timċillġearraḋ, gearrfuiḋear
an tanam sin amaċ ón a pobal: do
bris sé mo ċunnraḋ.
15. Agus a dubhairt Día ré Hábra-
ham; ar son Shárai do ṁná, ní goirfe
tú Sárai dhi; aċ Sárah bias dainm
uirre.
16. Agus beinneóċaiḋ misi í, agus
do ḃéura mé mac duitsi uaiṫe: fós
beinneoċaiḋ mé í, agus biaiḋ si na maṫair
ċineaḋaċ; tiucfaiḋ Ríġṫe cineadhach
uaiṫe.
17. Ann sin do ṫuit Abraham ar
a aġaiḋ, agus do rinne gáire agus a
dubhairt ann a ċroiḋe, an mbéurṫar mac
don ti atá a ccionn a ċéud bliaḋan
dhaois, agus Sárah atá nóċad bliaġan
dhaois an mbéura si mac.
18. Agus a dubhairt Abraham ré
Día: do bfearr liom go mairfeaḋ Ismael
ad ḟiaḋnuisi.
19. Agus a dubhairt Día, * béurfaiḋ * Caib. 18. 10. & 21. 2.
do ḃean Sárah mac dá rireaḃ duit, agus
goirfe tú Isaac dainm de, agus dain-
gneoċaid misi mo ċunnraḋ ris na ċun-
raḋ síorruiḋe, agus ré na ṡíol na
ḋiaiġ.
20. Agus ar son Ismael, do ċúa-
la mé ṫú: féuċ, do beannuiġ mé é, agus
do ḋéuna mé síolmar é, agus oirlion-
fad go hiomarcaċ é: * Dhá prionnsa * Caib. 25. 16.
déug geinfeas sé, agus do ḋéuna mé
cineaḋ mór de.
21. Aċ mo ċunnraḋ daingneoċaiḋ mé
ré Hisaac noċ béuras Sárah duitsi
ann sa nuáir ċinnṫeaċ, annsa bliaḋainsi
ċuguinn.

22. Agus

22. Agus do sguir do beiṫ ag caint ris, agus do ċuáiḋ Dia suas ó Abraham.

23. Agus do ġlac Abraham Ismael, agus gaċ a rugaḋ ann a tigh agus gaċ ar ceannaḋ ar a ċuid airgid, gaċ uile firionnaċ a measg ḋaóine tiġe Abraham, agus do timċillġearr feóil a réumċroicinn annsa ló sin féin mar a dubairt Dia ris.

24. Agus do bí Abraham nóchad agus naói mbliaḋna a nuáir do timċillġearraḋ é a bfeóil a réumċroicinn.

25. Agus do bí Ismael a ṁac trí bliaḋna déug ḋaóis a nuáir do timċillġearraḋ é a bfeóil a réumċroicinn.

26. Ann sa ló ċéudna do timċillġearraḋ Abraham, agus a ṁac Ismael.

27. Agus a nuile fear ann a tiġ, rugaḋ sa tigh, agus do ceannaḋ ar airgead ón coimiġteaċ, do timċillġearraḋ iad maille ris.

## Caib. 18.

Agus do foillsiġ an tiġearna é féin dó a réiteaċ Mhamre, agus do suiḋ sé a ndorus na puible a tteas an laói.

* Ebhr.13.2.

2. Agus * do tóg a suile suas, agus damarc sé, agus féuċ do ċonnairc sé triúr fear na seasam láim ris, agus a nuáir do ċonnairc sé iad do riṫ na gcoinne ó ḋorus na puible, agus do ċlaón é féin go talam.

3. Agus a dubairt, a tiġearna, má fuáir mé a nois fabar an do radarc: guiḋim sib ná himtiġ ód seirbíseċ.

4. Guiḋim sib, tugtar beagán uisge [ċugaib] agus ionnlaiḋ bur ccossa agus déunaiḋ comnuiḋe faói an ċrann.

5. Agus do béura misi greim aráin leam, agus solásaiġiḋ bur ccroiḋṫe: tar éis sin imteóċaiḋ sib roṁaiḃ: óir is uime sin tangabar ċum bur searbfoġantaiġh; agus a dubradarsan; déuna mar a dubairt tú.

6. Agus do deifriġ Abraham don pubail mar a raib Sárah, agus a dubairt, deifriġ trí meaḋa do min ṗlúir, suaiṫ é agus déuna bairgena ar an tteallaċ dé.

7. Agus do riṫ Abraham gus a nairġe, agus tug leis laóġ briosc maiṫ, agus tug dóganaċ é, agus do deifriġ sé dá ḋeasugaḋ.

8. Agus do ġlac sé im agus bainne agus an laóġ, noċ do ḋeasuiġ sé; agus do ċuir na bfiaḋnuise é, agus do suiḋ láim riu faói an ċrann, agus a dúadar san.

9. Agus a dubradar ris: cáit a bfuil Sárah do bean? agus do ráiḋ seision, féuċ atá sí san pubail.

10. Agus do ráiḋ seision; go deimin fillfiḋ mé ċugad do réir aimsire na beaṫa: agus féuċ * Sárah do bean biáiḋ mac aice. Agus do ċualaiḋ Sárah sin a ndorus an pubail do bí sé a ċúl. * Caib.17.19. & 21.2.

11. A nois do bí Abraham agus Sárah ársta, agus do ċuireadar morán dá naimsir tárrsa agus do sguir do beiṫ ag Sárah do réir cúrsa na mban.

12. Uime sin do rinne Sárah gáire innte féin, dá ráḋ; tar éis mo beiṫ ársda foirfe, an bfuiġe mé solás, ar mbeiṫ foirfe do mo * tiġearna mar an gcéudna. * 1 Phead. 3.6.

13. Agus a dubairt an tiġearna ré hÁbraham: créud fa ndearna Sárah gáire, ag ráḋ; an dearbṫa go mbéura misi leanam noċ atáim foirfe.

14. An bfuil éinni roċruáiḋ ag an ttiġearna? ann sa nuáir ċinnte fillfidh mé ċugad do réir aimsire na beatha, agus biáiḋ mac ag Sárah.

15. Ann sin do séun Sárah dá ráḋ; ní dearna misi gáire, óir do bí eagla uirre: agus a dubairt seision, ní headh aċ do rinne tú gáire.

16. Agus déirġeadar na fir suas as sin, agus dféuċadar leat ré Sodom agus do ċuáiḋ Abraham leó dá mbreiṫ ar a sliġe.

17. Agus do ráiḋ an tiġearna: an gceilfiḋ mé ar Abraham an ní si atáim do ḋéunam.

18. O chítear go ttiucfa Abraham go dearbhtha chum beith na chineadh mhór chumhachtach, agus go mbéid cinidheacha an domhain uile * beannuighthe ann san.

* Caib. 12. 3. & 22. 18,19. Gniomh. 3.25 Gal. 3. 8.

19. Oir is aithnidh damhsa é go ttiubhra aithne dá chloinn, agus dá theaghlach na dhiaigh, agus coimhéadfuid slighe an tighearna do dhéanamh ceirt, agus breitheamhnuis; ionnus go ttiubhra an tighearna ar Abraham an ní sin do labhair dá thaobh.

20. Agus a dubhairt an tighearna: do chionn gur mór comhghair Shodom, agus Ghomorrah, agus do chionn go bhfuil a bpeacadh ro throm;

21. Rachuidh mé síos a nois, agus féucfa mé a ndearnadur thríd amach do réir a gcomhairc tháinic go nuige mé, agus muna ndearnsad biaidh a fhios agum.

22. Agus do fhilleadur na daoine a naighthe as sin, agus do chuadar leath re Sodom: ach do sheas Abraham go fóill a lathair an tighearna.

23. Agus do thriall Abraham a bfogus, agus a dubhairt: an sgriosfaidh tú fós an fíréun maraon ris an cionntach?

24. Do bféidir go bhfuil caogad fíréun a stigh ann sa chathraigh; an sgriosfa tú mar sin, agus nach coigeola tú a náit ar son an chaogaid fíréun atá inte?

25. Go madh fada sin uaitsi a dhéanamh marso; an fíréun do mharbhadh maille ris an cciontach: agus go mbiaidh an fíréun mar an cciontach, go madh fada sin uaitsi: nach déuna breitheamh na talman uile ceart?

26. Agus a dubhairt an tighearna: ma gheibhim a Sodom caogad fíréun a stigh san chathraigh, ann sin coigeoluidh mé a nait uile ar a son.

27. Agus a dubhairt Abraham ar bfreagra dó; féuch do ghab misi orm labhairt ris an tighearna, nach bhfuil ionnam ach cré, agus luaithreadh.

28. Do bféidear go tteisteobhuidh cúigear don chaogad fíréun; an sgriosfa tú an chathair uile ar son (easbhuidh) cúigir? agus a dubhairt seisean, má gheibhim cúigear, agus dá fhichid ann, ní sgriosfa mé í.

29. Agus do labhair sé ris fós arís, agus a dubhairt: do bféidir go bhfuighthidh dá fhichid ann: agus a dubhairt seision: ní dhéuna mé é ar son dá fhichtiod.

30. Agus a dubhairt sé ris, oh ná bíodh an tighearna feargach, agus laibheora misi: do bféidir go bhfuighthi triochad ann; agus a dubhairt seision ní dhéuna mé é, má gheibhim triochad ann.

31. Agus a dubhairt seision; do bféidir go bhfuighthi fichche ann: agus a dubhairt seision: ní sgriosfa me í ar son fhichid.

32. Agus a dubhairt seision: oh ná bíodh fearg ar an ttighearna, agus ní laibheora mé ach so amháin: do bféidir go bhfuighthi deichneamhar ann: agus a dubhairt seision; ní sgriosfa me í ar son an deichneamhair.

33. Agus do imthigh an tighearna roimhe ar ball mar do sguir sé dá chomhrádh re Habraham; agus do fhill Abraham dá áit féin.

---

## CAIB. 19.

AGus tangadar dá aingeal go Sodom tráthnóna, 7 do bhí Lot na shuighe a ngeata Shodom: agus a nuair do chonnairc Lot iad, do éirigh suas do theagmhail riu: agus do chlaon sé é féin maille re na ghnuis síos go talamh.

2. Agus a dubhairt sé: féuchuidh a nois a thighearnadha, iarruim oruibh fillidh astech go tigh bhur seirbhisigh, agus fanuidh ar feadh na hoidhche, * agus ionnluidh bhur ccosa, agus éireochuidh sibh suas go moch, agus rachaidh sibh romhuibh ann bhur tturas: agus a dubhradar san; ní headh ach anfam ar a sráid feadh na hoidhche.

* Caib. 18.4.

3. Agus

3. Agus do ṡáruiġ sé orra go mór, agus do ḟilleadar a sdeaċ ċuige, agus do ċuadur don tiġ; agus do riñe sé féusda dóibh, agus do ḃruiċ sé arán gan laibhin, agus a dúadur san.

4. Aċ sul do luiġeadar sios tangadur dóine na caiṫreaċ (eadhon) dóine Shodom ar ċeana, a nuir ṫimċioll an tiġe, eidir ṡean agus óg, an pobal uile as gaċ uile ṫaobh.

5. Agus do ġoireadur ar Lot, agus a dubradur ris: Cáit a bfuilid na dóine ṫáinig ċugad a noṡ? tabhair amaċ ċuguinne iad go mbeiṫ a bfios againn.

6. Agus do ċuaiḋ Lot amaċ san dorus ċuca, agus do ḋruid sé an dorus na ḋiaiġ.

7. Agus a dubhairt, guidhim sibh a ḋearbhráiṫre, ná déunaiḋ a comolc sin do ġniom.

8 Féuċuiḋ a nois, atáid agum diaſ ingean nar ḟionn fear, iarruim oruibh léigiḋ dam a ttabhairt ċuguibh amaċ, agus déunaiḋ riú mar do ċitear dóibh: amáin ná déunuiḋ éinni air na fearuibhse; óir is ċuige sin tangadur fá ḋíon mo ṫiġese.

9. Agus a dubradar san, sear sian: agus a dubradur a ris, na dónan ṫáinic an fear so ar ċuáirt asteaċ, agus ní fulair leis beiṫ na ḃreiṫeam; a nois do ḋéunam ní is measa riotsa ná riusan, agus do ṡáruiġeadar go mór an tóglaċ [eadhon] Lot, agus tangadur a bfogus don dorus dá bhriseadh.

10. Aċ do ċuireadar na dóine a lám amach, agus do ṫairrngeadar Lot ċuca asteaċ agus do ḋruideadur an dorus.

11. Agus do bhuaileadar na dóine
* Eagna 19. 17. * ag dorus an tiġe le doille ó bheag go mór, ionnus gur ṫuirsiġeadar iad féin ag iarruiḋ an doruis.

12. Agus a dubradur na fir re Lot; an bfuil agad annso éinneaċ eile, do ċliamhuin, do ṁaca ⁊ hingeana, giḋ bé ar biṫ atá agad annsa ċaṫruiġ tabhair iad amaċ as a náitsi.

13. Óir sgriosfuimne a náitse do
ċionn gur fás * a néigme mór a laṫair * Caib. 18. 20.
an tiġearna, agus do ċuir an tiġearna sinne dá sgrios.

14. Agus do ċuáiḋ Lot amaċ, agus do labhair re na ċleamnuibh noċ do ṗós a ingeana, agus a dubhairt: gluaisiġ, fágbuiḋ a náitsi amach; óir sgriosfuiḋ an tiġearna an ċaṫair so; aċ dar lé na cleamnuiġib bá fear moguiḋ é.

15. Agus a nuáir do éirigh an ṁaidion, ann sin do ḃrostuiġeadar na haingil Lot ag ráḋ: éiriġ, glac do bhean agus do ḋias ingean atá ann so, deagla go ttuitfeá a ccionta na caiṫreach.

Agus * mar do bhí ag déunaṁ moil- * Eagna 10. 6
le, rugadur na dóine ar láim air, agus ar láimh a ṁná, agus air láimh a ḋeissi ingean, ar mbeiṫ don tiġearna gráſamhuil dó, agus tugadur leó amach é, agus do ṡuiġeadar taob amuiġ don ċaṫruiġ é.

17. Agus tárla a nuair ṫugadur léo amach iad, go ndubhairt sé, teiċ lé tanam, ná féuch ad ḋiáiġ, agus ná fan annsa réiteaċ uile; teiċ fán tsliabh, deagla do aiḋmillte.

18. Agus a dubhairt Lot riu; oh, ní mar sin, a ṫiġearna.

19. Féuch anois, fuáir do ṡearbhfoġantuiġ grása ad raḋarc, agus do méuduiġ tú do ṫrócaire noch do ṫaisbéin tú damsa ag cumḋach manma: agus ní ḟéuduim teiṫeamh fan tsliab deagla uilc éigin do buain dam, agus go bfuiġinn bás.

20. Féuch anois, is fogus an ċaṫairsi re teiṫeamh ċuice, agus is beag í; oh, léigṫear damh teiṫem ann sud (a né nach beag í?) agus mairfiḋ manam.

21. Agus a dubhairt sesion ris; féuch, do ġab mé hatċuinġid ċugam a ttaoib an neiṫesi mar an cceudna, nach millfe mé an ċaṫairsi air son ar labhair tú.

22. Deifriġ ort, teiċ ann sud; óir ní féudaimsi éinní do ḋéunamh no

go ndeċaiḋ tú an súd: uime sin do
goireaḋ Soar dainm don ċaṫraiġ.
23. Deirigh an ghrian ⁊ an dtalamh
a nuáir do ċuáiḋ Lot a steaċ go Soar.
24. An sin do * fear Dia ar Sho-
dom agus ar Ghomorrah ruiḃ agus
teine ón tiġearna amaċ as flaiṫeamhnus.
25. Agus do teilg seaċad na caiṫ-
reaċa sin agus an fearaṅ uile, agus
áitreaḃuiġ na ccaiṫreaċ uile, agus an ni
do ḟás ar an ttalamh.
26. Aċ do ḟéuċ a bean na diaigh
taoḃ siar de, agus do rinneaḋ Piléir sa-
lainn di.
27. Agus do éirigh Abraham go
moċ ar maidin go nuige a náit ar seas
sé as coiṁe an tiġearna.
28. Agus do ḟéuċ sé ar Shodom
agus ar Ghomorrah, agus ar fearaṅ
an réitiġ uile, agus do amairc, agus
féuċ do ċuáiḋ deataċ na tíre suas
amhuil deataiġ sornuise.
29. Agus tárla a nuáir do sgrio-
os Dia caiṫreaċa an réitiġ gur ċuim-
niġ Dia ⁊ Abraham, agus gur ċuir sé
Lot amaċ as lár a náir a nuáir do
sgrios sé na caiṫreaċa an a raiḃ Lot
na ċomhnuiḋe.
30. Agus do ċuáiḋ Lot suas amaċ
as Soar agus do ċomhnuiḋe an a tsliaḃ
agus a dias ingean na ḟoċair, óir dob
eagal leis comhnuiḋe do ḋéunamh a Soar;
agus do áitriḃ sé a nuaim é féin agus
a dhias ingean.
31. Agus a duḃairt an ti buḋ sine
ris an ti dob óige: atá ar naṫair
foirfe, agus ni bfuil duine ar domhan
do ḃiáiḋ aguinn do réir modha an tsaoghail
uile.
30. Gluais, tugam ⁊ ar naṫair
fion dól, agus luiġfiom na ḟoċair go
ccoimeudum siol ó ar naṫair.
33. Agus tugadar ar a naṫair
fion dól a noiḋċesin, agus do ċuaiḋ
an bean buḋ sine a steaċ agus do luiġ
le na haṫair, agus níor moṫuiġ sé a
nuáir do luiġ nó a nuáir do éiriġ si.
34. Agus tárla ar na mhárach
go nduḃairt an ingean buḋ sine ris an in-
gein dob óige, féuċ do luiḋ misi a réir

* Deut. 29. 23. Luc. 17. 29. Isa. 13. 19. Jer. 50. 40. Amos 4. 11. Jud. 7.

leim aréir, tugam ⁊ fion dól a nos mar
an cceudna, agus éiriġsi a steċ, a-
gus luiḋ leis, go cconghmam siol ó ar
naṫair.
35. Agus tugadar ar a naṫair
fion dól an oiḋċe sin mar an gceudna,
agus do éirigh an bean dob óige, agus
do luiḋ aige, agus níor moṫuiġ seision
a nuáir do luiḋ si sios, nó a nuáir do
éiriġ si.
36. Mar so do bádar dias ingean
Lot torrṫaċ agá naṫair.
37. Agus rug an bean bá sine
mac, agus tug Moab dainm ⁊: as é
an fear ceudna sin as aṫair do na Moa-
bitibh gus a niuġ.
38. Agus an bean dob óige rug si
mac mar an gceudna, agus do goir
Ben-ammi dainm de: as é sin as aṫair do
cloiṅ Ammon gus a niuġ.

## CAIB. 20.

AGus do ghluáis Abraham as
sin don tír bu deas, agus
do áitreaḃ eidir Cades a-
gus Sur, agus do rinne com-
nuiḋe an Gherar.
2. Agus a duḃairt Abraham a ttaoḃ
Sharah a mná; as si mo deirḃsiur i:
agus do ċuir Abimelech rig Gherar
fios, agus do ghlac sé Sárah.
3. Aċ táinic Dia go Habimelech a
naisling sa noiḋċe, agus a duḃairt ris:
féuċ, ni bfuil ionad aċ duine marḃ tres
an mnaoi do ghlac tú: óir is bean fir i.
4. Aċ ni táinig Abimelech na gar;
as a duḃairt sé, a tiġearna an muirḃfiḋ
tú mar sin cineaḋ ionraic?
5. Nac duḃairt seision riomsa, si
mo deirḃsiur i? agus sisi mar an
gceudna, isi féin a duḃairt, sé mo
deirḃraṫair é: a simpliḋeas mo ċroiḋe,
agus a neimċionta mo lám do rinne
misi so.
6. Agus a duḃairt Dia a naisling
ris:

ris: is fíor, is aiṫnid damsa gur ó ċroiḋe ġlan do rinne tú so; óir do ċonnaim mé ó ṗeacaḋ do ḋéanam am aġaiḋ tú: Uime sin nar léig mé duit buain ria.

7. Uime sin anois aisig don ḟior a bean; óir is fáiḋ é, agus guiḋfiḋ ar do son, agus biaiḋ tú beó; agus muna aisiogṫa tú i, bioḋ a ḟios agad go bfuiġe tú bás go deimin, tú féin agus an méid ġabus leis.

8. Uime sin do éirig Abimelech go moċ ar maidin, agus do ġoir a ṡeirbísiġ uile ċuige, agus do innis na neiṫeisi uile ann a gcluasaib, agus do lionadar na daoine eagla móir.

9. Ann sin do ġoir Abimelech Abraham, agus a dubairt ris: créd do rinne tusa linne, agus créud a nuirċóid do rinne mé féin duit, as a ttug tú peacaḋ mór oram féin agus ar mo ríoġaċt? do rinne tú gníoma orumsa nár ċóir a ḋéanam.

10. Agus a dubairt Abimelech re hAbraham; créd do ċonnairc tú as a ndearna tú an ní si?

11. Agus a dubairt Abraham; do ḃrí gur ṡaoil mé go deimin naċ bfuil eagla Dé sa náitsi, agus go marbfaiḋ siad mise ar son mo mná.

12. Agus go deimin ataise sin a si mo ḋeirbṡiúr i; is ingean dom aṫar i, aċ ní hingean dom maṫar i: agus tugaḋ na mnaoi dam i.

13. Agus tárla a nuair thug Dia orumsa imṫeaċt romam ó ṫig maṫar do ráiḋ mé ria; is é so do ċinealtussa do ḋéanas tú orumsa; ann gaċ uile ball iona ttiucfam, abair dom ṫaoḃsa,
* a sé mo ḋearbraṫair é. *Caib. 12. 13.*

14. Agus do ġlac Abimelech caoiriġ agus daim, agus óglaoiċ, agus inilṫiġ, agus tug do Abraham iad, agus do aisig Sarah a bean dó.

15. Agus a dubairt Abimelech, féuċ atá mo ḋúṫaiġ as do ċoiṁne, coṁnuiġ sa náit is fearr ċitear duit.

16. Agus re Sárah a dubairt sé, féuċ, tug mé dod ḋearbraṫair míle [piosa] airgid, féuċ atá sé dhuitsi na folaċ súl; do na uile da bfuil ad ḟoċair agus a bfoċair a nuile [eile]: mar sin fuair si aċmusán.

17. Ann sin do ġuiḋ Abraham Dia, agus do leiġis Dia Abimelech agus a bean agus inilṫiġ, agus rugadar clann.

18. Oir do ḋruid an tiġearna go daingean a nuile bru a ttiġ Abimelech ar son Sárah bean Abraham.

---

## CAIB. 21.

Agus táinig an tighearna dféuċain Sárah mar a dubairt sé, agus do rinne Dia
do Sárah * mar a dubairt sé. *Caib. 17. 19. & 18. 20.*

2. Oir do * toirrċeaḋ Sárah, agus rug mac do Abraham na aois ḟoirfe, ann sa nam ċinnte dar labair Dia ris. *Gníomh. 7. 8. Gal. 4. 22. Eabhr. 11. 11.*

3. Agus tug Abraham Isaac dainm ar an mac rugaḋ dó, noċ rug Sárah dó.

4. Agus do timċilgearr Abraham a mac Isaac, ar mbeiṫ oċt lá daois,
* fá mar daiṫin Dia dé. *Caib. 17. 12.*

5. Agus do bí Abraham céud bliaghan daois a nuair do rugadh a mhac Isaac dó.

6. Agus a dubairt Sárah, tug Dia orum gáire ḋéunam, ionnus gaċ a gcluinfiḋ go ndéunfaiḋ gáire liom.

7. Agus a dubairt si, Cia a déurfaḋ re hAbraham go ttiubraḋ Sárah cíoċ do ċloinn? óir rug mé mac dó na aois ḟoirfe.

8. Agus do fás an leanam agus do hoileaḋ é, agus do rinne Abraham féusda mór an lá céudna ar coisgeaḋ Isaac ó ċíċ.

9. Agus do ċonnairc Sárah mac Hágar an Tégipteach, noċ do rug si Dabraham, ag magaḋ.

10. Uime sin a dubairt si re hAbraham, * teilg amaċ an bean daorsa *Gal. 4. 30.*

agus

agus a mac, óir ni bia mac na mná dóire na oighre maille ré mo ṁacsa, ġóon Isaac.

11. Agus do bí an ní rodhoiligh a súilibh Abraham ar son a ṁic.

12. Agus a dubhairt Dia ré hÁbraham; ná bíodh sé na dhoilgheas agad ar son a noganaigh agus ar son do ṁná dóire: sa nuile ní dá ndubhairt Sárah, éisd ré na glór, óir is an Isaac goirfidhear do ṡliocht.

13. Agus mar an gcéudna do ṁac na mná dóire do ḋéuna misi cinedh, do bríġ gurab é do ṡíolsa é.

14. Agus do éirigh Abraham súas go moċ ar maidin, agus do ġlac arán agus buidéal uisge, agus tug sin do Hágar, agus do ċuir ar a gualainn é, agus an leanamh, agus do ċuir ar siubal í, agus do imṫigh sí, agus do bí ar fud fásaigh Bheersheba.

15. Agus do caitheadh an tuisge do bí san mbuidéal, agus do ṫeilg sí an leanamh fá éon do na toraibh.

16. Agus do imṫigh agus do suidh sí ar a coimhe, tamall maiṫ uadh fá tuairim urċuir soighde: óir a dubhairt sí, ná faicim bás an leinimh. Agus do ṡuidh sí ar a coimhe anunn, agus ar ttógbhail a gotha go hárd, do ghuil sí.

17. Agus do ċualaidh Dia guṫ an leinimh, agus do ġoir aingeal Dé ar Hágar ó neamh, agus a dubhairt ria: créd goilleas ort a Hágar; ná bíodh eagla ort, óir do ċualaidh Dia guṫ an leinimh mar a bhfuil sé.

18. Eirigh, tóg súas an leanamh, agus connaim ann do láimh é, óir do ḋéuna misi cineadh mór dhe.

19. Agus do osgail Dia a súile; agus do ċonnairc sí tobar uisge, agus do imṫigh, agus do líon an buidéal do uisge, agus tug deoċ don leanamh.

20. Agus do bí Dia leis an leanamh, agus do fás sé, agus do ċomnuigh san bhfásach, agus do bí na ṡoighdiuir.

21. Agus do ċomnuigh a bhfásach Pháran, agus tug a ṁaṫair bean ċuige ó ċríċ na Hégipte.

22. Agus tárla fá namsin gur labhradar Abimelech agus Phichol príomhchaiptin a ṡluagh ré hÁbraham: atá Dia leatsa sa nuile ní dá ndéun tú.

23. Anois ar a nadhbharsin tabhair dhamhsa Dia do ṁionnaibh, nach déuna tú bréag riom, ná ré mo ṁac, no ré mac mo ṁic: aċ do réir an ċinéil do rinne misi ort, go ndéuna tusa dhamhsa agus don dúṫaidh ann ar fan tú.

24. Agus a dubhairt Abraham do ḃéura mé mo ṁionna.

25. Agus tug Abraham aċmusán Dabimilech fá tobar uisge do bean muinntir Abimelech amach ar éigin.

26. Agus a dubhairt Abimelech, ní feadair misi cia rinne an ní si: níor innis tusa dam agus ní mó do ċuala mé é as a niugh.

27. Agus do ġlac Abraham caoirigh, agus daim, agus tug Dabimelech iad, agus do rinneadar araon ceangal.

28. Agus do ċuir Abraham seacht nuain bhaineanna don tréd ar leiṫ leó féin.

29. Agus a dubhairt Abimelech ré hÁbraham: créud as ciall do na seacht nuanaibh baineannasa do ċuir tú ar leiṫ?

30 Agus a dubhairt seision: óir na seacht nuain baineannsa géubhaidh tusa as mo láimhse, ionnus go mbéid na bhfiadhnaisi agum, gur toċail mé an tobarso.

31. Uime sin do ġoir sé do náit sin Beersheba, do ċionn gurab ann tugadar araon mionna.

32. Mar so do rinnedar cunnradh, a Mbeersheba; ann sin do éirigh Abimelech súas agus Phichol príomhċaiptin a sluag, agus do filleadar go crích na bhPhilistíneach.

33. Agus do ċuir Abraham fás crann a Mbeersheba, agus do ġoir ann sin ar ainm an tighearna an Dia bioṫbhuan.

34. Agus do fan Abraham a ccríċ na bPhilistíneach morán do laeṫibh.

CAIB.

## CAIB. 22.

AGus tárla a ndiaigh na neitheannso, * gur theasduigh Dia Abraham, agus go ndubhairt ris: a Abrahaim; agus a dubhairt seision; féuch mé ann so. *Eabhr. 11. 17.

2. Agus a dubhairt: glac anois do mhac, haonmhac amháin, Isaac, ar a bhfuil grádh agad, agus éirigh go crích Mhóriah, agus iodhbhair ann sin é mar offráil loisge, air aon do na sléibhtibh inneósas misi dhuit.

3. Agus do éirigh Abraham go moch ar maidin, agus do ughmuigh a asal, agus rug diás dá ógánachaibh leis, agus a mhac Isaac; agus do scoilt an connadh don offráil loisge, agus do éirigh suas, agus do chuaidh gus a náit a dubhairt Dia ris.

4. An sin ar an treas lá do thóg Abraham a shúile suas, agus do chonnairc a náit a bfad uadh.

5. Agus a dubhairt Abraham ré na ógánachaibh: fanaidhse ann so, a bhfochair a nasail, agus racaidh misi agus an leanamh ann súd, agus do dhéanam adhradh, agus tiucfam chugaibhse a ris.

6. Agus do ghlac Abraham connadh na hoffrála loisge, agus do chuir é ar muin a mhic Isaac, agus do ghlac an teine na láimh, agus scian, agus do chuadur araon le chéile.

7. Agus do labhair Isaac re nathair Abraham, agus a dubhairt, a athair; agus a dubhairt seision: ag so mé a mhic: agus a dubhairt seision: féuch ag so an teine agus an connadh, ach cáit a bhfuil an tuan chum na hoffrála loisge?

8. Agus a dubhairt Abraham; a mhic do gheba Dia uan dó féin chum offrála loisge: do chuadur mar sin araon lé chéile.

9. Agus tangadar araon gus a náit do innis Dia dósan, agus do rinne Abraham altóir ann sin, agus do chuir an connadh go deas, agus do cheangail a mhac Isaac, agus do leag ar a naltóir é ar uachtar an chonnaidh.

10. Agus do shín Abraham a lámh amach, agus do ghlac an scian do mharbhadh a mhic. *Seum. 2.21

11. Agus do ghoir aingeal an Tighearna air ó neamh, agus a dubhairt; Abrahaim, Abrahaim: agus a dubhairt seision; ag so mé.

12. Agus a dubhairt sé, ná bean do lámh ris an leanamh, agus ná déun éinni ris: óir aithnighim anois go bhfuil eagla Dé ort, ó nár chonnaimh tú do mhac, haonmhac amháin uáim.

13. Agus do thóg Abraham a shúile suas, agus do amhairc sé, agus féuch, do bhí taobh shiar dhe reithe ceangailte lé na adharcaibh ann a ttor, agus do chuaidh Abraham, agus do ghlac an reithe, agus do iodhbhair é mar offráil loisge a náit a mhic.

14. Agus do ghoir Abraham dainm do náitsin Iehobah-Ireh, mar a deirthear gus aniugh; a sliabh an Tighearna do chifidhear é.

15. Agus do ghoir aingeal an Tighearna ar Abraham an dara huair ó neamh,

16. Agus a dubhairt; * do mhionnaigh mé oram féin, arsa an Tighearna, do chionn go ndearna tú an ni si, agus nar choigil tú do mhac, haonmhac amháin: *Psal.105.9. Ecclus.44.21. Lúc. 1.72. Eabhr. 6.13.

17. Am beannughadh go mbeannóchad thú, 7 go méideochaidh mé do shíol amhail réulta nimhe, agus mar an ngaineamh ar tráigh na fairge, agus sealbhóchaidh do shíol geataidhe a námhad.

18. Agus * ann do shíolsa bheidh a nuile chineadh ar talamh beannuighthe, do chionn gur umhluigh tú dom ghlór. *Caib. 12.3. & 18.18. Ecclus.44.22. Gníomh. 3. 25. Gal.3.8.

19. Mar sin do fhill Abraham a ccionn a ógánach, agus do éirgheadur suas, agus do chuadur a néinfheacht go Beersheba, agus do chomhnuigh Abraham a mBeersheba.

20. Agus tárla tar éis na neitheannso, gur hinnseadh dAbraham ag

ráḋ; féuċ, Milcah mur rug si mar an gcéudna clann dod dearbhráthair Nahor.

21. Hus a chéidġin, agus Bus a dearbhráthair, agus Cemuel athair Aram,

22. Agus Chesed, agus Haso, agus Pildas, agus Iolaph, agus Betuel.

23. Agus do ġein Betuel Rebecah: an toċar so rug Milcah do Nahor dearbhráthair Abraham.

24. Agus a leannán, dá ngoirthi Reumah, rug si mar an ccéudna Tébah, agus Gaham, agus Tahas, agus Maacah.

---

## CAIB. 23.

Agus do bi Sárah céud agus seacht mbliadhna fiċiod d'aois: a siad so bliadhna beatha Shárah.

2. Agus fuáir Sárah bás a Cciriat-arba; a sé sin Hébron a ttír Chanaáin: agus táinig Abraham do ḋéunam doilġis fa Shárah, agus do ġul triċe.

3. Agus do ṡeas Abraham súas ó laṫair a ṁairbh, agus do labhair ré macuibh Hét, dá ráḋ.

4. Atáimsi am ċoimiġteaċ, agus am ḟior cuarta agaibhse, tugaiḋ dam áit aḋluice agaibh, go naḋlacuinn mo ṁarbh as mo raḋarc.

5. Agus do ḟreagradar clann Hét Abraham, ag ráḋ ris.

6. Eisd rinne a ṫiġearna, a tá tusa ad ṗrionnsa ċumasaċ ó Dhia eadruinne, cuir do ṁarbh an do roġa róim aḋlaice dá bfuil aguinn; ni ċoimeocuiḋ éanduine aguinn a ṫuama uáit.

7. Agus do ṡeas Abraham súas, agus do umhluiḋ sé é féin do ṁuintir na tíre, eadhon do ċloinn Hét.

8. Agus do labhair sé riu, ag ráḋ: má si bur ninntinn go naḋlacuinn mo ṁarbh as mo raḋharc, éistiġ rium, agus labhruiḋ ar mo ṡon re hÉphron mac Sohar.

9. Go ttugaḋ sé dam uáim Mhacpelah, noċ atá aige, atá a ndeireaḋ a ṁaċaire; ar iomlán a nairgiod as fiu é do ḃéura sé dam é, mar ṡeilbh áite aḋlaice eadruibhsi.

10. Agus do bí Ephron na ċomnuiġe a measg ċloinne Hét. Agus do ḟreagair Ephron an Tititech, Abraham a néisdeachd ċloinne Hét, eadhon gach aóin dá ndeachaiḋ a steaċ a ngeataibh a ċaiṫreaċ, dá ráḋ:

11. Ni headh, a ṫiġearna, éisd riumsa: an maġ do beirim duit, agus a nuáimh atá ann do beirim duit é, a laṫair ċloinne mo ḋaoine beirim duit é; aḋluic do mharbh.

12. Agus do umhluiġ Abraham é féin sios a laṫair luchd na tíre.

13. Agus do labhair ré hÉphron a néisdeachd poibuil na tíre, ag ráḋ; aċ má beir tusa uait é, iarruim ort éisd riumsa: do ḃéura misi airgeod duit ar an maġ; glac uáim é, agus aḋlaicfiḋ mé mo ṁarbh ann.

14. Agus do ḟreagair Ephron Abraham ag ráḋ ris,

15. A ṫiġearna, éist riumsa, as fiu an fearann ceiṫre ċéud secel airgid; créad é sin eadrumsa agus tusa; uime sin aḋluic do ṁarbh.

16. Agus tug Abraham aire d'Ephron, agus do ṁeaduiġ Abraham an tairgeod d'Ephron fá mar dainmniḋ sé a néisdeachd mac Hét, ceiṫre ċéud secel airgid ċoronta ag an cceannuiġe.

17. Agus maġ Ephroin, noċ do bí a Machpelah, as comhair Mhamre, an maġ agus a nuaim do bí ann sin, agus a nuile ċrann do bí san ṁaċaire noċ do bí ann sna teórannuibh fá ccuairt, do rinneaḋ daingean iad

18. Dabraham mar ṡeilbh, a laṫair ċloinne Hét, as coinne a ndeachaiḋ a steaċ a ngeataibh a ċaiṫreaċ.

19. Agus na ḋiáiġ so do aḋluic Abraham Sárah a nuáim ṁuiġe Mhachpelah láim re Mamre: a sé sin Hébron a ttír Chánaain.

20. Agus

20. Agus an máġ, agus a nuaim atá ann do riñeaḋ daingean iad Dabraham mar ṡeilb áite adhlaicte ó ṁacaiḃ Het.

---

## CAIB. 24.

AGus do bí Abraham aosta, agus ar ndul a láeṫiḃ, ⁊ do ḃeannuiġ an tiġearna Abraham sa nuile ní.

2. Agus a dubhairt Abraham ris an tseanḃfoġantuiġ fá sine na tiġe, do riaġluiġ a nuile ni dá raiḃ aige, * Guiḋim thú cuir do lám fói mo ṡliasuid.
** Caib. 47. 22.*

3. Agus do ḃéur ort a ṁionnuġaḋ tré an ttiġearna Dia mór nime, agus Dia na talman, nach dtiubhra tú bean dom ṁac dinġeanaiḃ na Ccanaanitech, a measc a náitreaḃuim.

4. Ach raċaiḋ tú dom ṫír dúṫaiġ, agus go nuige mo ġaol, agus do ḃéura tú bean dom ṁac Isaac.

5. Agus a dubhairt an seanḃfoġantuiġ ris; do ḃféidir nach biaḋ fonn ar an mnaoi misi leanmhuin don tírsi: an ccaitfiḋ mé do ṁac do ḃreiṫ a ris don tír as a ttáinic tusa.

6. Agus a dubhairt Abraham ris: tabhairsi dod aire nach béura tú mo ṁac ann sin a ris.

7. An tiġearna Dia nime, noch tug misi ó ṫiġ maṫar agus ó ḋúṫaiġe mo ċinioḋ, agus noch do labhair rium, agus tug a ṁionna dam ag ráḋ; * dod ṡíol do ḃéura mé an dúṫaigsi, cuirfiḋ sé a aingeal rómad, agus do ḃéura tú bean dom ṁac as sin.
** Caib. 12. 7. & 13. 15. & 15. 18. & 26. 4.*

8. Agus muna áill ris an mnaoi do leanmhuin, ann sin biaiḋ tusa saor óm ṁionnuiġsi; amháin ná beir mo ṁac ann sin a ris.

9. Agus do ċuir an seanḃfoġantuiġ a lám fói ṡliasuid Abrahaim a ṁaiġistir, agus tug a ṁionna dó a ttaoiḃ na cúise sin.

10. Agus do ġlac an seanḃfoġantuiġ deiċ ccámhaill do ċámhallaiḃ a ṁaiġistir, agus do imṫiġ (óir do ḃí maoin a ṁaiġisdir uile fá na láṁaiḃ) agus do éiriġ sé, agus do ċuaiḋ go Mesopotámia go caṫair Nahor.

11. Agus tug ar a ċámhalluiḃ a léigion ar a nglúinib taoiḃ a muiġ don ċaṫruiġ láim ré tobar uisge a naimsir an tráṫ nóna, eadhon sa nam a ttéiḋ mná amach do ṫarrung uisge.

12. Agus a dubhairt sé: a ṫiġearna a Dhé mo ṁaiġistir Abraham, iarruim ort raṫaiḋ dam san ló so, agus taisbéin cineultus dom ṁaiġistir Abraham.

13. Féuch, atáim am ṡeasaṁ ann so láim ris an ttobar uisge, agus tigid ingeana muintire na caiṫreach amach do ṫarrung uisge.

14. Agus tigeaḋ a ccrich, an ṁaiġdean ré naibeóra misi, guiḋim thú, léig air lár do soiṫeach, go nibe mé deoch; agus a déura sisi, ib, agus do ḃéura mé deoch dot ċámhalluiḃ mar an cceudna, go maḋ í sin an bean do órduiġ tusa dot ṡeirbiseach Isaac; agus ris sin aiṫeónus misi gur taisbéin tú cineultus dom ṁaiġistir.

15. Agus tárla, sul do sguir sé do ċaint, féuch go ttáinic Rebecah amach, noch rugaḋ do Bhetuel mac Milcah, bean Nahor, dearbraṫair Abraham, agus a soiṫeach ar a gúaluinn.

16. Agus do bí a nóigbean ro sgiamach ré feuchain uirre, na maiġdin, ⁊ níor ċionntuiġ éinfear ria: agus do ċuaiḋ síos gus an ttobar, agus do líon a soiṫeach, agus táiniġ a nios.

17. Agus do riṫ an seirbiseach do ṫeagṁáil ria, agus a dubhairt: guiḋim thú, léig damsa beagan uisge ól as do soiṫeach.

18. Agus a dubhairt sisi, ib a ṫiġearna: agus do riñe si deifir, agus do léig síos a soiṫeach ar a láim, agus tug deoch dó.

19. Agus tar éis deoch a ṫabhairt dó-san a dubhairt si, tarraoingeoḋ mé uisge fós dod ċámhalluiḃ go niḃid a ndiol.

20. Agus do deifriġ, agus do

folṁuiġ a ſoiṫeċ ann ſa numar, aguſ
do riṫ a riſ guſ an ttobar, do tar-
raing uiſge, aguſ do ṫarruing dá
ċámulluiḃ uile.
21. Aguſ ag ḋeunaḋ iongantuiſ
do nóglaċ, do bí na ṫoſt, dá ḟeuċuin a
ndearna an tiġearna a ṫuruſ ſona, nó
naċ dearna.
22. Aguſ tárla a ndiaiġ na
ccamull ól a ſáit, go rug an tóglaċ
ar ċluaſſáinne óir, leiṫ-ſecel do ċom-
trom, aguſ dá bráiſléd dá lámuiḃ do
ċomtrom deiċ ſecel óir.
23. Aguſ a dubairt, cia dar ab
ingean tú? guiḋim tú, innis dam; an
bfuil áit a ttiġ haṫar ann ar féidir
linn lóiſtin dfaġáil.
24. Aguſ a dubairt ſiſi riſ: aſ
miſi ingean bhétuel mac Milcah, noch
rug ſi do Nahor.
25. A dubairt ſi fóſ, atá aguinne
tuiġe aguſ beaṫa go lór aguſ áit
lóiſtin.
26. Aguſ do ċrom an tóglach a
ċeann ſioſ, aguſ do onóruiġ ſé an ti-
ġearna.
27. Go maḋ beannuiġe an tiġearna
Dia mo ṁaiġiſtir Abraham nach ar
ḋearmuid mo ṁaiġiſtir ann a ṫróċaire, ⁊
ann a ḟírinne: ar mbeiṫ ḋamſa ar ſliġe
do ṫeóruiġh an tighearna mé go tigh
ḋearbráiṫreaċ mo ṁaighiſtir.
28. Aguſ do riṫ a nóigbean, aguſ
do innis do ṁuintir tighe a maṫar na
neiṫeſi.
29. Aguſ do bí dearbráṫair ag Re-
becah, aguſ a ſé dob ainm dó Laban,
aguſ do riṫ Laban amaċ guſ a nóglaċ
go nuige an tobar.
30. Aguſ tárla a nuáir do ċonnairc
ſé an fáinne cluáiſe aguſ na bráiſléid
ar lámhuiḃ a deirbſeaṫar, aguſ a nu-
áir do ċuála briaṫra Rebecah a deirb-
ſeaṫar ag ráḋ, mar ſo do labair an
tóglaċ rium; go ttáinic ċum a nóg-
laoiċ, aguſ feuċ do bí ſé na ſeaſamh
láimh riſ na cámhulluiḃ ag an ttobar.
31. Aguſ a dubairt ſé, tárr a
ſteaċ tuſa atá beannuiġe ón dtiġearna,
créud fá ſeaſann tú amuiġ? óir do
ġleuſ miſi an tiġ aguſ áit do na
cámhulluiḃ.
32. Aguſ táinig an tóglaċ don
tiġ; aguſ do ſgaoil ſeiſion a ċámuill, ⁊
tug tuiġe aguſ biaḋ do na cámhulluiḃ,
aguſ uiſge dionnlaḋ a ċoſ, aguſ ċoſ
na muintire do bí leiſ.
33. Aguſ do cuireḋ biaḋ na bfia-
ḋnuiſi re na iṫe: aſ a dubairt ſeiſi-
on, ni ioſſuid mé biaḋ nó go ninniſi mé mo
ṫeaċtaireaċt. Aguſ a dubairt ſeiſion, abair
uáit.
34. Aſ miſi óglaċ Abrahaim.
35. Aguſ do beannuiġ an tiġearna
mo mhaiġiſtir go mór, aguſ do ḟáſ
ſé mór, aguſ tug ſé dó tréuda aguſ
airgeada, aguſ ór aguſ airgead, aguſ
ſeirbiſiġ fear aguſ ſeirbiſiġ ban,
aguſ cámhuill aguſ aſail.
36. Aguſ Sárah bean mo ṁaiġiſtir
rug ſi mac dom ṁaiġiſtir a nuáir do
bí ſi árſda, aguſ aſ dó ſin tug ſé a
raiḃ aige.
37. Aguſ tug mo ṁaiġiſtir mi-
onna orṁſa, ag ráḋ; ni ṫiubra tú bean
dom ṁac dingeanuiḃ na Ccanaanitech,
a ndúṫaiḋ a bfuilim am ċomnuiḋe,
38. Aċ raċaiḋ tú go tiġ maṫar,
aguſ go nuige mo ġaol, aguſ do béu-
ra tú bean dom mhac.
39. Aguſ a dubairt miſi rém mhai-
ġiſtir, gur bféidir naċ leanfaḋ an bean
mé.
40. Aguſ a dubairt ſeiſion rium;
an tiġearna aſ comhair a ſiubluiġmiſi
cuirfiḋ ſé a aingeal leaſ, aguſ ſoir-
beóċuiḋ do ſlighe, aguſ do béura tú
bean dom mhacſa dom ghaol, aguſ do
tigh maṫar.
41. Ann ſin biaſ tú ſaor óm mhi-
onnuiḃſi, a nuáir tiucfaſ tú go nuige
mo ġaol; aguſ muna ttugaid ſiad
bean duit, biaiḋ tú glan óm mionnuiḃſi.
42. Aguſ táinig mé a niuġ go
nuige an tobar uiſge, aguſ a dubruſ;
a tiġearna Dia mo ṁaiġiſtir Abraham,
anoiſ má ſoirbigeann tú mo ſlighe ann a
bfuilim ag dul.
43. Feuċ, atáim am ſeaſam ag an
ttobar uiſge, aguſ teigeomhuidh a
nuáir

nuáir ṫiucfas an cailin amach do ṫarraing uisge, agus a déura misi ria, guidhim ṫú, tabhair ḋamh beagán uisge as do soiṫeach ré na ól.

44. Agus a déura sisi riom, ib féin deoch, agus tarraeongad misi mar an ccéadna dod ċámhullaibh, go mad í sin an bean do ċinn Dia do mhac mo ṁaiġistir.

45. Agus sul do sguir mé do labhairt am ċroiḋe, féuch táinic Rebecah amach, agus a soiṫeach ar a gúalainn, agus do ċuaiḋ sios gus an tobur, agus do ṫarraing uisge: agus a dubhairt misi ria, guidhim ṫú léig ḋamh deoċ ól.

46. Agus do ḋeifrig sisi, agus do léig a soiṫeach dá gúalainn, agus a dubhairt; ib, agus do ḃéura mé deoċ dod ċámhullaibh mar an ccéadna: ann sin do ibhios, agus tug si deoch dom ċámhullaibh mar an ccéadna.

47. Agus do ḟiafraigh misi ḋi; cia darab inghean ṫú? agus a dubhairt sisi, inghean Bhetuel mac Nahor, noch rug Milcah ḋó, agus do ċuir misi fáinne cluaisi ar a haghaidh, agus bráisléd ar a lámhaibh.

48. Agus do ċrom mé sios mo ċeann, agus do adhrus an tiġearna, agus do ḃeannuig mé an tiġearna, Dia mo maiġistir Abraham, noch do ṫréoruig mé sa tsliġe ċóir, do ṫabhairt ingine dearbhraṫar mo ṁaiġistir dá mhac.

49. Agus anois má ni tusa go cineolta, agus go firinnioch rem ṁaiġistir, innis ḋamh; agus muna ndearnadh innis ḋamh, ionnus go niompoiġe mé ar a láimh ḋeis nó ċlé.

50. Ann sin do ḟreagair Lában agus Bétuel, ón tiġearna ṫig an ċúis: ni ḟéudmaoidne mait ná olc do ráḋ riot.

51. Féuch, atá Rebecah as do ċoinne, gab ċugad í, agus imṫig, agus bioḋ na mnaoi ag mac do mhaiġistir mar do labhair an tiġearna.

52. Agus tárla a nuáir do ċúaluiġ óglach Abraham a mbriaṫra, do onóruig sé an tiġearna go nuige an talamh.

53. Agus tug an tóglaċ amach séoid airgid, agus séoid óir, agus éudaiġe, agus tug iad do Rebecah, agus tug mar an ccéadna dá dearbhraṫair, agus dá maṫair neite morluáidh.

54. Agus a duadur agus do ibidur, eision agus an muinntir do bí na ḟoċair, agus do fanadur fead na hoiḋċe, agus do éirġeadur ar maidin, agus a dubhairt seision; cuiriḋ ar siubal mé go nuige mo ṁaiġistir.

55. Agus a dubairt a dearbhraṫair agus a maṫair, fanaḋ an cailin aguinn beagán laeṫe, deiċ lá an ċuid as luġa, agus na ḋiáiġ sin imeoċaiḋ sí.

56. Agus a dubhairt seision riú, ná toirmisgiḋ mé, ó soirbiḋ an tiġearna mo ṫurus, cuiriḋ an siubal mé, go raċaiḋ ċum mo maiġistir.

57. Agus a dubradursan, goirfeam an cailin, agus fiafroċam sin dá béul.

58. Agus do ġoireaḋ Rebecah, agus dfiafruiġeadur ḋí, an raċaiḋ ṫú leis an bfear so: agus a dubairt sisi, raċad.

59. Agus do ċuireadur ar siubal Rebecah, agus a buime, agus óglach Abrahaim, agus a muinntir.

60. Agus do ḃeannuiġeadur Rebeca, agus a dubradur ria, as tú ar ndeirbhsiúr, bí ad maṫair míilte do milliunaibh, agus sealbhuiġidis do siol geiniḋe an lusa léar fuaṫ iad.

61. Agus do éirig Rebecah, agus a mná coimdeasa, agus do ċúadur ar na cámhullaibh, agus do leanadur an tóglach; agus do gab an tóglach Rebecah ċuige, agus do imṫig roimhe.

62. Agus táinic Isaac ó sliġe an * tobair Lahai-roi, óir do áitiġ sé ann sa tir ó ḋeas. *Caib.* 16. 14. & 25. 11.

63. Agus do ċuáiḋ Isaac amach dunnaiġe ar an macaire tráṫ nóna, agus do ṫóg suas a súile, agus do ċonnairc, agus féuċ do bádur na cámhuill ag teaċt.

64. Agus do ṫóg Rebecah a sú-
le suas, agus a nuair do ċonairc
si Isaac, do ṫuirling don ċamull.
65. Oir a dubairt si ris a nóg-
lach, cia hé an duine si ṫriallus ann
sa ṁacaire do ṫeagṁáil rinn? agus-
a dubairt an tóglac, as é súd mo
ṁaiġistir: uime sin do ġlac sisi
brat, agus do ḟoluiġ a haġaiḋ.
66. Agus do innis an tóglac di-
saac a nuile ni dá ndearna.
67. Agus tug Isaac leis i go Pu-
buil a ṁaṫar Sárah, agus do ġaḃ sé
Rebecah, agus do bí na mnaoi aige,
agus do ġráḋuiġ i; agus do com-
ḟurtaiġeaḋ Isaac déis báis a
ṁaṫar.

## Caib. 25.


An sin tug Abraham bean,
agus do bé a hainm Ce-
turah.
2. Agus rug si dó Sim-
ran, agus Iocsan, 7 Medan,
agus Midian, 7 Isbac, agus Suah.
3. * Agus do ġein Iocsan Séba, a- * 1 Chroin. 1. 32.
gus Dédan: agus dob iad mic Ḋhédain
Assurim, Letusim, agus Leumim.
4. Agus mic Mhidian Ephah, agus
Epher, agus Hanoch, agus Abidah,
agus Eldaah; dob iad sa uile clann
Cheturah.
5. Agus tug Abraham a raib aige
d'Isaac.
6. Agus do ċloinn na leannán do
bí ag Abraham, tug Abraham tioḋ-
laicte, agus do ċuir sé dá siubal iad
ó na mac Isaac (an fad do bí sós
béo) soir ann don tír soir.
7. Agus a siadso láeṫe bliaḋna A-
braham, noc do ṁair, céud agus
tri ficid, agus a cúig déug do bliaḋ-
naiḃ.
8. Ann sin fuáir Abraham bás,
agus déug a naois ṁaiṫ, na sean-
duine lán do bliaḋnaiḃ, agus do cruinni-
ġeaḋ dá ṁuinntir é.
9. Agus do aḋlaiceadur a mic, Isaac
agus Ismael é a nuaim Mhacpelah a
maġ Ephron mac Sohar an Hititeach
noc atá ar ċoinne Mhamre.
10. * An maġ do ċeannuiġ Abraham * Caib. 23. 16.
ó ṁacaiḃ Het: An sin do haḋlaiceaḋ
Abraham, agus a bean Sárah.
11. Agus tárla déis báis Abraham
gur beannuiġ Dia a mac Isaac, agus do
bí Isaac na ċomnuiġe láim ré * tobar * Caib. 16. 14. & 24. 62.
Lahai-roi.
12. Anois asiád so geinealaiġ Is-
mael mac Abrahaim, noc rug Hagar
an Tegiptach cumul Shárah, dÁ-
braham.
13. Agus * asiadso anmanna mac * 1 Chroin. 1. 29.
Ismael ann a nanmannaiḃ do réir a ngeine-
lac; céadġin Ismael Nebaiot; agus
Cedar, agus Adbeel, agus Mibsam.
14. Agus Misma, agus Dumah,
agus Massa.
15. Hadar, agus Tema, Ietur
Naphis, agus Cedemah.
16. Asiad so mic Ismael, agus
asiad so a nanmanna ó na mbailtiḃ, a-
gus óna ccaisleannaiḃ; dá prionnsa
dhéug do réir a ccineaḋach.
17. Agus asiad so bliadna
ṡaoġail Ismael, céd agus triocad,
agus seaċt mbliaḋna, agus do ṫréig
a sbiorad, agus fuair bás, agus do
cruinniġeaḋ dá ṁuinntir é.
18. Agus do aitreabadur ó Ha-
bilah go Sur, atá ar coinne na Hé-
gipte mar do raċṫá a ccionn na Ha-
siria: agus do ṫuit sé a laṫair a
deaḃraṫar uile.
19. Agus asiad so geinealaiġ I-
saac mac Abrahaim; do ġein Abra-
ham Isaac.
20. Agus do bí Isaac ceaṫraċad
bliaḋain dáois a nuair tug sé Rebecah
do ṁnaoi, Inġean Ḃhetuel an Siria-
nach ó Padan-aram, deirbṡiúr do Lá-
ban an Sirianach.
12. Agus do ġuiḋ Isaac an tiġe-
rna ar son a mná do ċionn go raiḃ si am-
rid, agus do éist an tiġerna a ġuiḋe,
agus

agus do toirrcheaḋ a bean Rebecah.
22. Agus do rinneadar an clann
ceannairc a stigh na broinn: agus a du-
bhairt sisi: más mar sin atá, créd as
a bfuilimsi mar so? agus do ċuaiḋ dá
fiafruiġe don tiġerna.
23. Agus a dubhairt an tiġerna
ria; dá ċineaḋ atá ad broinn, agus dá
ċineil daoine déalóchtar ód ċorp, agus
biaiḋ cineaḋ dhiob as láidire ná an ci-
neaḋ eile, * foiġeónaiḋ an sinnsear don
tsóisear.
* Roimh. 9. 12.
24. Agus a nuáir do coimhlionaḋ
láeṫe a tuismiḋe, féuċ do bí cúpla
na broinn.
25. Agus táinig an ċéud ġein amaċ
dearg go huile, amhuil éudaċ clúmhtaċ,
agus tugadar Esau dainm air.
26. Agus na diaiġ sin táinig a
dearbhraṫair a mac, * do bí greim agá
láimh ar sáil Esau; agus tugaḋ Iá-
cob dainm air; agus do bí Isaac trí
ficid bliaḋan dáois a nuáir do rugadh
iadsan.
* Hosea 12.3.
27. Agus do ḟásadur na buachail-
liḋe, agus do bí Esau na ḟiaḋuiġe
glic, duine don ṁaċaire, agus do bí Iá-
cob na ḋuine soillèir ag áitiuġaḋ a bpu-
blibh.
28. Agus dob ionmhuin lé hIsaac
Esau, do ċionn go niṫeaḋ dá ḟiaḋach,
aċ dob ionmhuin le Rebecah Iácob.
29. Agus do bruiṫh Iácob bro-
chán, agus táinic Esau ón ṁachaire,
agus do bí lag.
30. Agus a dubhairt Esau re Iá-
cob, guiḋim tú beaṫuiġ mé leis an mbro-
chán ndearg sin, óir atáim lag;
uime sin do goireaḋ Edom dainm de.
31. Agus a dubhairt Iácob, Reic liom
san ló a niuġ do ceart-breiṫe.
32. Agus a dubhairt Esau, féuch
atáim a dul a déuġ: agus créad an
tarba dhéunas an ceart-beirthesi
dam.
33. Agus a dubhairt Iácob, mionnuiġ
damsa san ló a niuġ, agus tug sé a
ṁionna dó, * agus do reic a ċeart-breiṫe
ré Iácob.
* Eabhr. 12. 16
34. Ann sin tug Iácob arán agus
brochán lusbionn dósan, agus a duaiġ,
agus do ib sé, 7 do éiriġ suas, agus
do imṫiġ roime: mar so do tarcuis-
niġ Esau a ċeart-beirthe.

## CAIB. 26.

AGus do bí gorta san tír,
tseaċ amhuiġ don ċéud ġorta
do bí inte a láeṫib Abra-
ham; agus do ċuáiḋ Isaac
mar a raib Abimelech riġ na bhPhi-
listineach go Gerar.
2. Agus do ṫaisbein an tiġerna é
féin dó, 7 a dubhairt ris: ná héiriġ sios
don Egipt, áitiġ san dúṫaiġ ainnéosas
misi dhuit.
3. Coimhnuiġ sa tírsi, agus biaiḋ
misi maille riot, agus beannóċaiḋ mé
tú, óir duitsi agus dot * ṡiol do
béura mé na tiorṫasa uile, agus coim-
lionfaiḋ mé mo ṁionna, noċ tug mé dÁ-
braham dot aṫair.
* Caib. 13. 15. & 15. 18.
4. Agus do béura mé ar do ṡiol
foirlionaḋ mar réulta a naéir, agus
do béura mé dot ṡiol na tiorṫasa
uile, agus ann do ṡiol béid uile ċinéḋe-
ċa na talman * beannuiġe.
* Caib. 12. 3. & 22. 18
5. Do ċionn gur éistiġ Abraham
dom ġlór, agus gur ċoiméd mo ċúram,
maiṫeanta, mo sdatuidiġ agus mo dli-
ġeaḋ.
6. Agus do ċoimhnuiġ Isaac an Ge-
rar.
7. Agus do fiafruiġeadar daoine na
háite de a ttaoḃ a ṁná; agus a du-
bhairt seision, a si mo deirbhsiur í; óir
dob eagla leis a ráḋ, a si mo bean í:
ar eagla, ar seision, go muirfidís muin-
tir na háite mé fá Rebecah, do ċionn
go raib breaġḋa re féċsuin uirre.
8. Agus tárla, a nuáir do bí ann-
sin tamall fada, gur féuċ Abimelech
riġ na bhPhilistineċ amaċ as fuinneóig,
agus go bfacaiḋ, agus féuċ do bhí
Isaac ag súgraḋ ré na ṁnaoi Rebecah.
9. Agus

9. Agus do ġoir Abimelec Isaac, agus a dubhairt; féuċ go deimin a si do ḃean í: agus cionnus a deir tusa, a si mo ḋeirḃśiur í? agus a dubhairt Isaac ris, do ċionn go ndubhairt mé, deagla go néugfainn dá cionn.

10. Agus a dubhairt Abimelec, créad é so do rinne tú linne? do bféidir go luighfeadh duine don ṁuintir léd ṁnaoi, agus go ttiubartá cionta orrainne.

11. Agus do aiṫin Abimelec dá ḋaoinibh uile, ag rádh; giodh bé ḃeanfas ris an bfearso nó ré na ṁnaoi, cuirfidhear go deimin ċum báis é.

12. Annsin do ṡiolċuir Isaac ann sa dúṫaidh, agus fuáir san bliadain céadna céad oirrid: agus do ḃeannuigh an tiġearna é.

13. Agus do ḟás an tóglach go mór, agus do ċuáidh ar aghaidh, agus do ḟás nó go raiḃ romór.

14. Oir do bí aige sealb tréd agus sealb ḃóḋaiġeaḋ, agus stór mór seirbiseċ, agus do fuatuigheadar na Philistinigh é.

15. Oir a nuile tobar dar toċladar muintir a aṫar a laéṫiḃ Abraham a aṫar, do líonadur na Philistinigh iad do ċriaidh.

16. Agus a dubhairt Abimelec ré hIsaac, imṫigh uáinne: óir is cumasaige tú go mór ná sinn.

17. Agus do imṫigh Isaac as sin, agus do suidhigh a pubal a ngleann Gérar, agus do áitrigh ann.

18. Agus do ṫochuil Isaac a rís na toibreaca uisge noċ do toċladur a naimsir Abraham a aṫar: óir do stopadur na Philistinigh iad déis báis Abraham, agus do ġoir a nanmanna do réir na nanmann do ġoir a aṫair ḋíoḃ.

19. Agus do toċladur muintir Isaac annsa ġleann, agus fuaradar annsin tobar fioruisge.

20. Agus do impeasadur buachaillidhe Gérar ré buachaillibh Isaac, ag rádh; as linne an tuisge: agus do ġoir sé ainm don tobar Esec, do ċionn go ndearnsad impeasan ris.

21. Agus do thochladar tobar eile, agus tegmhaid ré céile uime sin mar an ccéadna, agus do ġoir Sitnah ainm de sin.

22. Agus do aistrigh an sin, agus do ṫochuil tobar eile, agus do ċionn nar ċuireadar na aghaidh tug Rehobot ainm air; agus a dubhairt sé, óir a nois do rinne an tiġearna ionad dhúinn agus biamaoid líonmhar annsa dúṫaigh.

23. Agus do ċuáidh sé suas as sin go Beersaba.

24. Agus táinig an tiġearna ċuige sa noiḋċe, agus a dubhairt, as misi Dia Abraham haṫar; ná bíoḋ eagla ort, óir atáimsi maille riot, agus beanneocha mé tú agus foirlíonfad do ṡíol ar son mo ṡeirbisig Abraham.

25. Agus do ċuir altóir suas ann sin, agus do ġoir ar ainm an tiġearna, agus do suidhigh a pubal ann sin: agus do toċladar seirbisigh Isaac tobar ann.

26. Is ann sin do ċuáidh Abimelech ċuige ó Ghérar, agus Ahussat ḃon dá ċáirdib, agus Phichol príomċaiptin a ṡlóg.

27. Agus a dubhairt Isaac riu: créud as a ttigṫi ċugamsa, ó tárla fuaṫ agaibh orum, agus gur ċuireabhair ar siubail uáiḃ mé.

28. Agus a dubhradarsan, do concamar go raiḃ an tiġearna go díreaċ leatsa, agus a dubhramar; bíoḋ a nois mionna eadrainn, eadra sinne agus tusa, agus déunam ceangal riot;

29. Naċ déuna tú doċur dhúinne, mar nar ḃeanamuidne riotsa, agus mar naċ dearnamar enni ort aċ mait, agus gur ċuireamar uáinn tú go síoṫċanta: a nois as tusa neaċ beannaighe an tiġearna.

30. Agus do rinne féusda ḋóiḃ, agus do iteadar, agus dóladar.

31. Agus do éirgheadar go moċ ar maidin, agus tugadar a mionna dá céile, agus do ċuir Isaac uádh iad, agus dimṫigheadar rompa a síoṫċáin.

32. Agus tárla san ló céudna go ttángadar seirbisigh Isaac, agus gur innsiodar dó a ttimċioll an tobair, noċ

do thochladur, agus a dubhradur ris, fuaramar uisge.

33. Agus do ghoir seision Sebah de; uime sin as Beersheba as ainm don chathraigh ó sin a leith.

34. Agus do bhi Esau dá fhichid bliadhan dhaois a nuair thug do mhnaoi Iudith Ingen Bheeri an Hititech, agus Basemath ingen Helon an Hititech:

*Caib. 27.46. 35. Noch * ba doilghios inntinne do Isaac, agus do Rebecah.

## CAIB. 27.

AGus tarla, a nuair do bhi Isaac sointe, ⁊ go rabhadur a shúile dall, ionnus nach bfaiceadh sé, do ghoir sé Esau a mhac budh sine, agus a dubhairt ris; a mhic: agus a dubhairt seision ris, feuch, atáim ann so.

2. Agus a dubhairt sé; feuch, a nois atáimsi aosta: ni bhfuil fios laoi mo bháis agam.

3. Guidhim thú ar an adhbharsin glac hairm, do bholgán, agus do bhogha, agus eirigh fán magh amach, agus fagh fiadhach damhsa.

4. Agus deúna biadh sóblasda dhamh don tsórt as ionmhuin leam, agus tabhair chugam é go nithinn é, ionnus go mbeinneóchadh manam thú suil do gheibhinn bás.

5. Agus do chúalaidh Rebecah a nuair do labhair Isaac ré na mhac Esau, agus do chuaidh Esau fan magh dfiadhach, agus dá thabhairt leis.

6. Agus do labhair Rebecah ré Iacob a mac, ag rádh; feuch, do chúala mé hathair ag labhairt ré Hesau do dhearbhrathair, ag rádh:

7. Tabhair fiadhach chugam, agus déana biadh sóblasda dhamh, go nithinn, agus go mbeannuighinn thú a lathair an tighearna, roimh mo bhás.

8. A nois uime sin, a mhic, éist rem ghlórsa, do réir an neithe aitheonus mé dhiot.

9. Eirigh a nois gus an tréad, agus tabhair chugamsa as sin dá mheannán maithe óna ghabhraibh, agus do dhéana mise iad na mbiadh sóblasta dod athair amhail as ionmhuin leis.

10. Agus béuraidh tusa é chum hathar, chor go niosaidh sé, agus go mbeinneóchaidh thú suil do gheabhus sé bás.

11. Agus a dubhairt Iacob ré Rebecah a mhathair: feuch, atá Esau mo dhearbhrathair na dhuine chlumhach, agus atáimsi am dhuine mhin gan fhionnadh.

12. Do bhféidir go mothéochadh máthair mé, agus go measfuidh mé mar mhealltóir, agus go ttiubhrainn mallachd orm féin a náit na beannachda.

13. Agus a dubhairt a mhathair ris: biodh do mhallughadh orumsa a mhic, amháin umhluigh dom ghlór, agus eirigh, agus tabhair leis chugam iad.

14. Agus do imthigh seision ar a cceann, agus thug leis chum a mhathar iad, agus do rinne a mhathair biadh sóblasta dhiobh, amhail dob ionmhuin le na athair.

15. Agus do ghlac Rebecah culaidh taitneamhach dfhéadaighibh Esau a mic budh sine, noch do bhi aice sa tigh, agus do chuir é ar Iacob a mac dob óige.

16. Agus do chuir sí croicne meannán na ngabhar ar a lámhaibh, agus ar mhin a muinéil.

17. Agus thug an biadh milis, agus an tarán do ghléus sí a láimh a mic Iacob.

18. Agus tháinig sé chum athar, agus a dubhairt; a athair; agus a dubhairt seision, atáim ann so, cia thusa a mhic?

19. Agus a dubhairt Iacob ré na athair; misi Esau do chéadmhac, do rinne mé mar a dubhairt tú rium: eirigh, guidhim thú, suidh, agus ith dom sheilg, go mbeannuighe hanam mé.

20. Agus a dubhairt Isaac ré an mac; cionnus fuair tú comhluath agus sin é, a mhic? agus a dubhairt sei-

sion; do ċionn go ttug do Tiġearna Diase dam é.

21. Agus a dubhairt Isaac ré na ṁac: druid tú tárr láiṁ riom, go nglacaim tú a ṁic, an tú dá ríriḃ mo ṁac Esau, nó nac tú.

22. Agus do dhruid Iacob láiṁ ré na aṫair Isaac, agus do spin seision é, agus a dubhairt: a sé do ġuṫ guṫ Iacob, aċ na láṁa asiad láṁa Esau iad.

23. Agus nior aiṫin é mar do bádur a láṁa clúṁach mar láṁaiḃ Esau: ⁊ mar sin do ḃeannaiġ é.

24. Agus a dubhairt, an tú mo ṁac Esau dá ríriḃ? agus a dubhairt seision, as mé.

25. Agus a dubhairt sé, tabhair láiṁ rium é, agus iosaidh mé dféoil mo ṁic go mbeannaiġe manam tú: agus tug na ċoṁgar é, agus a duaiġ: agus tug fíon ċuige, agus do iḃ sé.

26. Agus a dubhairt a aṫair Isaac ris: tárr ċugam a ṁic, ⁊ póg mé a nois.

27. Agus táinic ċuige, agus do póg é, agus do bolṫnuiġ balaḋ ṫoraiġ, agus do ḃeannaiġ é, agus a dubhairt: féuċ atá balaḋ mo ṁic mar balaḋ machaire do ḃeannaiġ an Tiġearna.

28. Uime sin * go ttugaiḋ Dia dhuit do dhrúcht niṁe, agus do sult na talṁan, agus iomad arḃa agus fíona. * Eabhr. 11. 20.

29. Go ndéna pobuil seirbhis dhuit, agus go numhlaiġe ciniḋeċa síos duit: bíḋ ad tiġearna ós cionn do dearḃráiṫreaċ, agus umhlaḋis mic do ṁaṫar duit: go ma mallaiġe gach aon mailleóċus tú, agus go ma beannaiġe an té beinneóċus tú.

30. Agus tárla mar as luaiṫe do ċuir Isaac crioċ ar beannugaḋ Iacob, agus nac mór go ráiniġ Iacob fós as fiaḋnuisi Isaac a aṫar, an tan táiniġ Esau a dearḃraṫair ón ḟiaḋach.

31. Agus do riṅe biaḋ blasda mar an cceadna, agus tug ċum a aṫar é, agus a dubhairt re na aṫair: éirgioḋ maṫair, agus iteḋ do seilg a ṁic, ċor go mbeinneóċaiḋ hanam mé.

32. Agus a dubhairt Isaac a aṫair ris, cia ṫusa? ⁊ a dubhairt seision, as misi do ṁac, do ċéidġin Esau.

33. Agus do ċriṫnuiġ Isaac do ċrit uaṫbásach, agus a dubhairt; cia hé, cáit a bfuil an té do riṅe fiadach, agus tug ċugamsa é, agus a duaiġ mé dá gac éinni, sul táinic tusa, agus do ḃeannaiġ mé é? agus fós biaiḋ beannaiġṫe.

34. Agus a nuair do ċualaiḋ Esau briaṫra a aṫar, do éiġ maille re gárṫaiḃ móra searḃa, agus a dubhairt rén aṫair; beannaiġ misi, eadhon misi mar an cceadna, ó a aṫair.

35. Agus a dubhairt seision, táinic do dearbraṫair lé ceilg, ⁊ rug lei sdo beannaċ.

36. Agus a dubhairt seision, nac cóir tugaḋ Iacob dainm air? óir táinic sé ṫaimse an dá uairsi; rug sé uaim mo ceart-beirṫe, agus a nois féuċ rug sé mo beannugaḋ uaim: agus a dubhairt sé, a nnéḋ nár ċoimeḋ tú beannugaḋ damsa.

37. Agus do freagair Isaac ⁊ a dubairt re Hesau, féuch, do riṅe mé eision na thighearna ort, agus tug mé a dearbraiṫre uile na seirbiseachaiḃ dó; agus lé harbar, agus le fíon do ċoṁnuiġ mé suas é: agus créad do déun riotsa a nois, a ṁic?

38. Agus a dubhairt Esau re na aṫair, an bfuil agad as éinbeannaċ aṁáin, a aṫair? beannaiġ misi, eadhon misi mar an cceadna, ó a aṫair. Agus do tóg Esau a ġuṫ suas, agus * do ġuil sé. * Eabhr. 12. 17.

39. Agus do freagair Isaac, agus a dubhairt ris; féuċ, buḋ é háitreaḃ sult na talṁan, agus ó dhrúcht flaiṫeamhnus a nuas.

40. Agus led ċloiḋeaṁ bias tú ad beaṫaiḋ, ⁊ biaiḋ tú ag seirbhis dot dearbraṫair: agus tiucfaiḋ a ccionn a nuair do geba tú uaċdaranas, go mbrisfiḋ tú a ċuingsion dot muineul.

41. Agus do fuaṫaiġ Esau Iacob ar son na beannaċa ler beannaiġ a aṫair é: agus a dubhairt Esau na ċroiḋe, atáid laeṫe cuma ar son máṫar a bfogus, * ann sin marbóchaiḋ misi mo dearbraṫair Iacob. * Obad. 10.

42. Agus

42. Agus do hinnsedh do Rebeca briathra Esau a mic budh sine: agus do chuir si fios agus do ghoir si Iácob a mac dob óige, agus a dubhairt ris; féuch, do dheirbhbhrathair Esau ar do shonsa do beir sé solás dó féin ré cur roimhe tusa mharbhadh.

43. Anois ar a nadhbharsin a mhic, umhluigh dom ghlórsa, agus éirigh go Lában mo dheirbhbhrathair go Háran.

44. Agus fan na fochair beagán do láethibh no go ttráoithidh fearg do dhearbhrathar.

45. No go bfilliodh fearg do dhearbhrathar uaid, agus go ndearnadh sé an ni do rinne tú ris: ann sin cuirfidh misi fios, agus do bhéura mé as sin tú. Creud fá ccaillfinnsi sibh araon a naonló?

46. Agus a dubhairt Rebecah ré Hisaac, * atáim cortha dom shaoghal do chionn ingheana Het: má phósann Iácob bean as ingheanaibh Het, mar iad so, atá as ingheanaibh na tíre, créad an mhaith dhéunas mo bheatha dhamhsa.

*Caib. 26. 35.

## CAIB. 28.

1. Agus do ghoir Isaac, Iácob, ⁊ do bheannuigh é, agus do aithin dó, agus a dubhairt ris: ni tiubhra tú bean dingheanaibh Chánaain.

2. * Eirigh, imthigh suas go Pádan-Aram, go tigh Bhetuel athar do mhathar, agus gabh chugad bean as sin dingheanaibh Lábain dearbhrathar do mhathar.

*Hos. 12. 12.

3. Agus go mbeannuighe Dia uile chumhachtach tú, agus go ndearna siolmhur tú, agus go bfoirlíonuigh tú, go mbé tú ad iomad dáoine.

4. Agus go ttuga sé dhuit beannachd Abraham, dhuit féin, agus dod shíol maille riot, go ngabha tú oighreacht na dúthaigh ann a bfuil tú choimhightheach, noch tug Dia do Abraham.

5. Agus do chuir Isaac, Iácob ar siubhal go Pádan-Aram, go Lában mac Bhétuel an Siriánach, dearbhrathar Rebecah, mathar Iácob, agus Esau.

6. A nuair do chonnairc Esau gur bheannuigh Isaac, Iácob, agus gur chuir ar siubhal é go Pádan-Aram, do thabhairt mná as sin, agus amhail do bheannuigh é, go ttug aithne dhó ag rádh; ni tiubhra tú bean dingheanaibh Chánaain.

7. Agus gur umhluigh Iácob dá athair, agus dá mhathair, agus go ndeachaidh go Pádan-Aram.

8. Agus mar do chonnairc Esau nár thaitin ingheana Chánaain ré na athair Isaac.

9. Ann sin do chuaidh Esau chum Ismáel, agus tug a ccionn na mban do bhi aige, Mahalah ingean Ismáel, mic Abraham, deirbhshiur Nebaiot, dá beith na mnaoi aige.

10. Agus do chuaidh Iácob a mach as Beersheba, agus do ghluáis go Háran.

11. Agus do thuirling ar ionad áirighe, agus do fan ann feadh na hoidhche, mar do chuaidh an ghrian faoi: agus do ghlac cuid do chlochaibh na háite, agus do chuir iad mar a cheannadhairt, agus do luigh síos sa náitsin do chodladh.

12. Agus do chonnairc aisling, agus féuch dréimire ar na chur suas ar an talamh, agus ráinic a bharr go flaitheamhnus: agus féuch, aingil Dé ag dul suas agus ag teacht a nuas ann.

13. Agus * féuch, do sheas an Tighearna ós a chionn, agus a dubhairt; as misi an Tighearna Dia Abraham hathar, agus Dia Isaac, an fearann ar a bfuil tú ad luighe do bhéura mé dhuitsi é, agus dot shliocht.

*Caib. 35. 1. & 48. 3.

14. Agus biaidh do shiol mar ghainemh na talmhan; agus * leithneochaidh tú amach siar agus soir, budh thuaidh ⁊ budh dheas; ⁊ budh ionad sa, agus ann do* shíol béid muinntir na talmhan uile beannuighthe.

*Deut. 12. 20.

*Caib. 12. 3. & 18. 18. & 22. 18. & 26. 4.

15. Agus féuch atáimsi maille riot, agus coimhdeochaidh mé tú ann gach uile ball a ngéuba tú, agus do bhéura

mē a ris don tirsi tū: oir ni fág-
faiḋ mē tū, nó go ndéarna mē an ni
do labhair mē riot.
16. Agus do ṁusgail Iacob as
a ċodlaḋ, agus a dubhairt: go dei-
ṁin atá an tighearna sa náitsi, agus
ni raiḃ a fios agamsa.
17. Agus do bi eagla air, agus a
dubhairt: creud ē úamhnuighe na háitesi,
ni háit ar biṫ so aċ tigh Dé, agus a
sē so geata flaiṫeamhnuis.
18. Agus do éirigh Iacob go moċ
ar maidin, agus do tóg an ċloċ do
bi fá na ċeann mar adhairt, agus do ċuir
suas i mar piléir, agus do ḋóirt ola
ar a mullach.
19. Agus do ġoir Bétel dainm
do náitsin; aċ Lus bá hainm don ċaṫair
sin ar ttús.
20. Agus tug Iacob móid, ag ráḋ,
má bionn Dia liom, agus go ccoiṁeodhċa
mē san turus a bfuilim ag dul, a-
gus go ttiubhra dam arán re a iṫe,
agus édach re ċur umum.
21. Ionnus go ttiucfaiḋ mē a ris
go tigh máṫar a siotċáin, ann sin biaiḋ
an tighearna na Dhia agam.
22. Agus an ċlocsa do ċuir mē mar
piléir biaiḋ na tigh Dé: agus do uile
ni dá ttiubhra tú dam do béura mi-
si go dearbhṫa a deaċmaḋ dúitsi.

CAIB. 29.



ANn sin do ġluáis Iacob an a turus, agus táinic go tir na ndaoine don taoib ṡoir.
2. Agus dairc sé, a-
gus feuċ tobar san ṁacaire, agus
an ċeana tri tréoid ċáorach na luighe
aige: óir is as an ttobar sin do
beirdis uisge dá ttréudaibh; agus
do bi cloċ ṁór ar béul an tobair.
3. Agus is ann sin do ċruinnidis na
treuda uile, agus do ċoirrigedis an
ċloċ do béul an tobair, agus do beir-
dis uisge do na cáoraibh, agus do
ċuirdis an ċloċ na háit fein ar béul
an tobair a ris.
4. Agus a dubhairt Iacob riusan:
a dearbhráiṫre gá has dibhsi? agus a
dubhradarsan, ó Haran dúinne.
5. Agus a dubhairt Iacob riu, an
aiṫne diḃ Lában mac Nahor? agus a
dubhradursan, as aiṫne dúinn ē.
6. Agus a dubhairt seision, an
bfuil tear go mait aige? agus a dú-
bhradursan, atáṫar go mait, agus
feuch atá Rachel a inghean ag teaċt
leis na cáoraibh.
7. Agus a dubhairt seision, as ċeana
as mór atá roimhainn don ló: ni mó
is am na ttréud do ċruinniughaḋ a
bfoċair a ċéile: tugaidhsi uisge do na
cáoraibh, agus éirgiḋ, agus ingeil-
tigh iad.
8. Agus a dubhradursan: ni
féadmaoid nó go rabaid na sealba uile
a bfoċair a ċéile, agus go ccurtar an
ċloch do béul an tobair; ann sin do
bermid uisge do na cáoraib.
9. Agus an feaḋ fós do bi sé ag
caint riu, táinic Rachel le cáoraibh
a haṫar; óir a si do bi na mbun.
10. Agus tárla, a núair do ċo-
nnairc Iacob Rachel inghean Lában,
dearbhraṫar a ṁaṫar, agus cáoirigh
Lában dearbhraṫair a ṁaṫar, gur
druid Iacob leiṫ, agus gur ċuir an
ċloċ do béul an tobair, agus tug
uisge do tréud Lában dearbhraṫar a
ṁaṫar.
11. Agus do póg Iacob Rachel, a-
gus do tóg suas a guth, ⁊ do ghuil.
12. Agus do innis Iacob do Rachel
gurob é fein dearbhraṫar a haṫar, agus
gurob é mac Rebecah é, agus do
riṫ sisi, agus do innis sin dá ha-
ṫair.
13. Agus tárla, a núair do ċúa-
laidh Lában sgéula mic a dearbhṡea-
raċ, gur riṫ sé na ċoinne, agus
gur ċeangail ris é, agus tug póg dó, a-
gus tug leis é dá tigh: agus do innis
[Iá-cob] na neiṫe si uile do Lában.

14 Agus

14. Agus a dubairt Lában ris; is deimin gur tú mo ċnáim agus mfeóil; agus do fan aige ar feaḋ miosa.

15. Agus a dubairt Lában re Iácob; an do ċionn gur tú mo ḋearbraṫair do ḋéuntá seirbís ḋamsa a naisgidh? innis dam créud an tuarasdal bias ort?

16. Agus do bádar diás ingen ag Lában: ainm an tsinsir Léah, agus ainm an tsóisear Ráchel.

17. Agus do bádur súile boga ag Léah; agus do bi Ráchel sgiamaċ deaġmaiseaċ.

18. Agus do bi grád ag Iácob ar Ráchel, agus a dubairt foiġeónad mé ort seaċt mbliadna ar son Ráchel hingean as óige.

19. Agus a dubairt Lában, as ferr ḋamsa a tabairt ḋuitsi ná a tabairt dfior oile: fan am foċair.

20. Agus do rine Iácob seirbís seaċt mbliaḋan do ċeannaċ ar Ráchel, agus níor tairbsiuġaḋ ḋó iad aċ na mbeagán laeṫe, do méid an ġráḋ do bi aige uirre.

21. Agus a dubairt Iácob re Lában, tabair mo bean ḋam, (óir do ċomlion mé maimsir) go ndeárnar bean di.

22. Agus do ċruinniġ Lában dóine na háite uile, a bfoċair a ċéile, agus do rine féusda dóib.

23. Agus tárla tráṫ nóna, gur ġlac sé Léah a ingean agus go ttug ċuigesion í, agus do bi na fior aice.

24. Agus tug Lában dá inghin Léah Silpah a ċailín, na hinilt.

25. Agus tárla ar maidin, féuch gurab i Léah do bi ann: agus a dubairt seision re Lában, créud an ni si do rine tú rium? naċ ar son Ráchel do rine misi seirbís ort? uime sin créud fár meall tú mé?

26. Agus a dubairt Lában ni mar sin as gnáṫ do ḋéunam nar náitne, an sósar do ṫabairt amaċ roim an tsinnsior.

27. Comlion a seaċtmain di, agus do bérmaoidne i so ort mar an gcéudna, ar son na seirbísi do ḋéuna tú ḋam seaċt mbliaḋna eile fós.

28. Agus do rine Iácob sin, agus do comlion a seaċtmain di; agus tug Ráchel a ingean dó mar mnaoi mar an gcéudna.

29. Agus tug Lában do Ráchel dá ingin Bilhah a ċailín, do beiṫ na hinilt aice.

30. Agus do rine bean do Ráchel mar an gcéudna, agus dob annsa leis fós Ráchel ná Léah, agus do rine seirbís aige seaċt mbliaḋna eile fós.

31. Agus a nuáir do ċonnairc an tigearna go ráib fuaṫ ar Léah, do osgail sé a brú, aċ do bi Ráchel amrid.

32. Agus do toirrċeaḋ Léah, agus rug si mac, agus tug si Reuben dainm air: óir a dubairt si, go deimin do féuċ an tighearna ar mo buáidhreaḋ; a nois adamar gráidheóċaidh mfear mé.

33. Agus do toirrceaḋ a ris i agus rug si mac, agus a dubairt: do ċionn go ccúalaiḋ an tigearna go raib fuaṫ oram, tug sé an mac so ḋam mar an gcéudna: agus tug si Simeon dainm air.

34. Agus do toirrċeaḋ a ris i, agus rug si mac, agus do ráiḋ; a nois bias mfear a nuáirsi tenta riom, do ċionn go rug mé triúr mac ḋó: uime sin do goireaḋ Lébhi ḋe.

35. Agus do toirrċeaḋ a ris i agus rug si mac; agus do ráiḋ si, a nois molfas mé an tigearna; uime sin do goir * si Iúdah dainm ḋe; agus do sguir do breiṫ. * Math.1.2.

## Caib. 30.



Agus a nuáir do ċonnairc Ráchel naċ rug si clann do Iácob, do bi tnúṫ ag Ráchel le na deirbsiúir, agus a dubairt si re Iácob, tabair ḋamsa clann, nó do geaba mé bás.

2. Agus

2. Agus do las feirg Iácob a na-
ġaidh Ráchel, agus a dubhairt: an misi
atá a náit Dé, noċ do ċoimhéd uáit to-
radh do bronn.
3. Agus a dubhairt sisi, féuċ mo
ċailin Bilhah bi ad tfior aice, agus
béuruidh si ar mo ġlúinibhsi, ċor go mbia
clann agumsa mar an gcéudna dá
tríthise.
4. Agus tug si dó Bilhah a hinnilt
mar mhnaoi, agus do ċuáidh Iácob na
gnás.
5. Agus do toirrċeigh Bilhah agus
rug si mac do Iácob.
6. Agus a dubhairt Ráchel, do
breaṫnuigh Dia misi, agus do ċuálaidh
mar an gcéudna mo guṫ, agus tug
mac dam: uime sin tug si Dan dainm air.
7. Agus Bilhah cumal Ráchel, do
toirrċeigh a ris i, agus rug si an dara
mac do Iácob.
8. Agus a dubhairt Ráchel, do
sráinn mé maille ré sráinnidheachuibh móir
réim dearbhsiáir, agus rug mé buáidh,
agus do ġoir si Naphtali dainm dé.
9. A nuáir do ċonnairc Léah gur
sguir si do breiṫ ċloinne, rug ar Silpah
a cailin, agus tug do Iácob í na mnaoi.
10. Agus rug Silpah cailin Léah,
mac do Iácob.
11. Agus a dubhairt Léah, atá cui-
deachta ag teaċt: agus tug Gad dainm air.
12. Agus rug Silpah cailin Léah
an dara mac do Iácob.
13. Agus a dubhairt Léah, is sona
misi, óir goirfid na hingheana beannuighe
diom: agus do ġoir si Aser dainm dé.
14. Agus do ċuáidh Reúben amaċ
a láeṫibh foġmhair na cruiṫneaċta, agus
fuáir mandráċuidh sa maċaire, agus
tug leis iad ċum a maṫar Léah: ann
sin a dubhairt Ráchel ré Léah, guidhim
ṫú, tabhair damsa cuid do mhandráċuibh
do mhic.
15. Agus a dubhairt sisi ria, is beag
an ċúis mar rug tú m'fear uáim? agus
nar mhian leat mandráic mo mhic do breiṫ
uáim mar an gcéudna? Agus a dubhairt
Ráchel, uime sin luidhfidh sé leatsa a
noċt ar son mandrác do mhic.
16. Agus táinig Iácob a steaċ ón
maċaire tráṫ nóna, agus do ċuáidh Léah
amaċ na ċoinne agus a dubhairt; caiṫfidh
tú teaċt liomsa a steaċ, óir go deimhin
do ċeannuigh mé tú air mhandráċuibh mo mhic;
agus do luigh lé a noidhċe sin.
17. Agus tug Dia éisteaċt do Léah,
agus do toirrċeigh i, agus rug si do
Iácob an cúigeadh mac.
18. Agus a dubhairt Léah, tug Dia
mo ṫuárasdal dam do ċionn go ttug
mé mo ċailin dom fear, agus do ġoir
Isachar dainm dé.
19. Agus do toirrċeigh Léah a ris
agus rug an seiseadh mac do Iácob.
20. Agus a dubhairt Léah: do leasaidh
Dia mé lé crodh maiṫ; a nois coimhneó-
ċaidh m'fear agum, do ċionn go rug mé
seisior mac dó: agus tug si Sebulun
dainm air.
21. Agus na diaigh sin rug si
inghean, agus tug Dinah dainm uirre.
22. Agus do ċuimhnigh Dia air Rá-
chel, agus do éisd Dia ria, agus do
oslaic a broinn.
23. Agus do toirrċeigh i, agus rug
si mac, agus a dubhairt; do ċuir Dia
mo mhioċlú ar ccúl.
24. Agus tug si Ióseph dainm air;
agus a dubhairt si, cuirfidh an tighearna
mac eile na ċeann ċugam.
25. Agus tárla a nuáir rug Rá-
chel Ióseph, go ndubhairt Iácob ré Lá-
ban; cuir ar siubhal mé go ndeachaidh
mé dom ionad féin agus dom ṫir.
26. Tabhair dam mo mhná agus mo
ċlann ar son a ndearna mé do seirbhis
duit, agus léig dam imteaċt; óir is fios
duit mo seirbhis do rinne mé duit.
27. Agus a dubhairt Lában ris,
guidhim ṫú más ionmhuin leat mé, [fuir-
righ] óir dfoghluim mé go dearbhṫa gur
beannuigh an tighearna mé air do sonsa.
28. Agus a dubhairt sé, ainmnigh
do ṫuárasdal, agus do béura mé
duit é.
29. Agus a dubhairt seision ris,
atá a fios agad cionnus do bi mo
seirbhis duit, agus cionnus do bi háir-
neis agum.

30. Oir as beag do bí agad súil tháinig misi chugad, agus a nois tangadur chum beith iomadamhail; agus do bheannuigh an tigearna thú ó tháinig misi chugad, agus a nois cá huáir dhéunas mé solathar do mo thigh féin mar an gcéadna:

31. Agus a dubhairt seision, creud do bhéura mé dhuit? agus a dubhairt Iácob, ní thiubhra tú einni damhsa: má ní tú éinni amháin ar mo shon, beathóchad agus coiméudfad do thréud a rís.

32. Nachfuighe misi tré a bhfuil do thréudaibh agad a niugh, agus cuirfidh mé ar leith a bhfuil ballach breac, agus a bhfuil don áirnéis donn a measg na ccaorach, agus a bhfuil ballach breac a measg na ngabhar, agus is díobhsin bhías mo thuarasdalsa.

33. Mar sin fhreigeóras mfíreuntas ar mo shon sa naimsir atá chugainn, an tan thiocfas am mo thuarasdail do lathair haighthe féin: gach aon nach bía ballach nó breac a measc na ngabhar, agus donn a measg na ccaorach, biaidh measta gada agumsa.

34. Agus a dubhairt Lában, féuch do bfearr liom go mbeith sin do réir do bhriatharsa.

35. Agus do dhealuigh sé an lásin na puic noch do bhí criosach, agus ballach agus a nuile ghabhar baineann do bhí breac ballach, agus gach aon a raibh bán ann, agus a raibh donn, agus tug iad a lámhuibh a mhac.

36. Agus do chuir sé aistior thrí lá idir é féin agus Iácob, agus do bheathaidh Iácob an chuid eile do thréudaibh Lábain.

37. Agus do ghabh Iácob chuige slata glasa do chrann critheach, agus do choll, agus do chrann cnobhfrancach, agus do rinne sioga bána ionta, agus tug ar an mbán taisbeanadh do thabhairt uadh, noch do bhí ann sna slatuibh.

38. Agus do shuidhigh na slata do rinn sé, roimhe na tréuda ann sna gutháruibh, ann sna homaruibh a mbídís uisge a nuas do thigdís na tréuda dól a nuisge ar chor go ttoirrcheadh iad a nuas do thigdís dól uisge.

39. Agus do toirrcheadh na tréuda as comhair na slat, agus do bheirdís áirnéis síogach breac agus ballach.

40. Agus do dhealuigh Iácob na huáin, agus do chuir aighthe na ttréud ar na stríocuibh: agus gach a raibh donn a ttréud Lában, agus do chuir a thréuda féin ar leith, agus níor chuir a ttréudaibh Lábain iad.

41. Agus tárla, gidh bé ar bith uáir do chinneadh a náirnéis budh láidire, go ccuireadh Iácob na slata as coinne shúl na háirnéisi ann sna gutháruibh, ar chor go ccinfidís a measg na slat.

42. Ach a nuáir do bhíodh a náirnéis lag, ní chuireadh sé ann iad; mar sin go mbíodh an chuid budh laige ag Lában, agus an chuid budh láidire ag Iácob,

43. Agus do fhás an tóglach ro shaidhbhir, agus do bhí iomad áirnéisi aige, agus seirbhíseach fear, agus seirbhíseach ban, agus cámhuill, agus asail.

Caib. 31.

Agus do chualaidh sé briathra mhac Lában ag rádh; rug Iácob leis an méid bá lé ar nathar, agus is don ní bá lé ar nathair fuáir sé ann ghlóirsi uile.

2. Agus do connairc Iácob gnúis Lábain, agus féuch ní raibh leis mar do bhí roimhe.

3. Agus a dubhairt an tigearna re Iácob; fill go dúthaigh haithreadh, agus go nuige do chineadh, agus biáidh misi maille riot.

4. Agus do chuir Iácob fios uadha, agus do ghoir Rachel agus Léah fán machaire go nuige a thréud.

5. Agus a dubhairt riu, chím gnúis bhur nathar nach bhfuil sí leam mar do bhí roimhe; ach do bhí Dia máthar leam.

6. Agus

6. Agus atá ḟios agaibhsi go ndearna mé seirbhís do bhur nathar rém uile ċumasa.

7. Agus do ṁeall bhur nathar mé, agus do malairt mo ṫuarasdal deiċ nuáire: aċ níor leig Dia dó doċar do ḋéanaṁ dam.

8. Má dubhairt sé mar so, biaiḋ a náirnéis ballach na ṫuarasdal agad; an sin do bhí a náirnéis uile ballach: agus má dubhairt sé mar so; buḋ hiad a ngnéis síogach do ṫuarasdal; an sin do bhí a rugadar a náirnéis uile síogach.

9. Mar so rug Dia áirnéis bhur nathar uaiḋ, agus tug ḋamsa iad.

10. Agus tárla a nuáir do reiṫeaḋ a náirnéis gur ṫóg misi mo ṡúile suas ar a nairnéis go rabadar síogach ballach, mearcta.

11. Agus do labhair aingeal Dé rium a naisling dá ráḋ, a Iácob; agus do ráiḋ misi, atáim ann so.

12. Agus a dubhairt seision, tóg a nois súas do ṡúile, na reiṫe lingios súas ar a náirnéis atáid uile síogach ballach, mearcta: óir do ċonnairc misi gach a ndéarna Lában ort.

* Caib. 28. 18.

13. As misi Dia Bhetel, * áit ar ungais tusa an piléir, agus mar ar ṁóidis tú móid damsa: a nois éirigh, fág an dúṫaidhse amach, agus fill go tír do ġaoil.

14. Agus do ḟreagair Ráchel agus Léah, agus a dubhradar ris; an bhfuil fós roinn ar bith nó oighreas ar ccomhaighne a ttigh ar nathar?

15. A né nach mar coigcrich atá aige orainn? óir do reac sé sinn, agus do anċaiṫ sé mar an gcéadna ar nairgead uile.

16. Oir a nuile saidhbhrios rug Dia ó ar nathair, a sé sin ar ccuid, agus cuid ar cclainne: a nois uime sin gioḋ bé a dubhairt Dia riotsa, déana é.

17. Ann sin do éirigh Iácob súas, agus do ċuir a ṁic, agus a ṁná ar ċámhallaibh.

18. Agus rug leis a áirnéis, agus a ṁaoin uile, noch fuair sé, á ranéis a gnothaiġ, noch fuair sé a bPádanáram; chum imṫeaċt go hIsaac a aṫair a ttír Cánaan.

19. Agus do ċuáiḋ Lában a lomaḋ a ċáorach, agus do ġoid Ráchel na hiomháighe bá léna haṫair.

20. Agus do éulóigh Iácob roimhe gan fios do Lában an Siriánach, ónár innis dó gur ṫeiṫ sé.

21. Mar sin do ṫeiṫ sé leis a nuile ní do bhí aige, agus do éirigh, agus do ċuáiḋ tar a nabhainn, agus tug a aġaiḋ fa ċuġaim sliabh Gilead.

22. Agus do hinnseaḋ do Lában an treas lá gur ṫeiṫ Iácob.

23. Agus do ṫóg a ḋearbhráiṫre leis, agus do lean é aistior seaċt lá, agus rugadar air an sliabh Gilead.

24. Agus táinic Dia go Lában an Siriánach a naisling sa noiḋċe, agus a dubhairt ris: tabhair dod aire nach laibheóra tú re Iácob go maiṫ no go saiṫ.

25. Ann sin rug Lában ar Iácob: a nois do ṡuiḋiġ Iácob a pubal ar a tsliabh: agus do ṡuiḋiġ Lában gona ḋearbhráiṫribh air sliabh Gilead.

26. Agus a dubhairt Lában re Iácob, créad do rinne tú, far éulóigh tú gan fios damsa, agus fa rug tú mingeana leat mar bhraighdibh do ġeubṫaoi le cloiḋeaṁ.

27. Créad fár ṫeiṫ tú uáim go folaigheach, agus fár éulóigh tú uáim, agus nar innis tú dam go ccuirfinn ar siubhal uáim tú maille re sólás, agus lé cantaireaċt, le tabhrain, agus le cláirsigh?

28. Agus nár ḟulaing tú dam mingeana, agus mo ṁic do ṗógaḋ? a nois as leam do rinne tú súḋ.

29. Atá a gcumas mo láimesi doċar do ḋéanaṁ ḋuit, aċ do labhair Dia haṫar riom a réir, ag ráḋ: tabhair dod aire nach laibheóra tú re Iácob go maiṫ ná go saiṫ.

23. Agus a nois má tá nach ġeubṫá gan imṫeaċt do ċionn go raibh fonn mór ort a ndiáigh tighe haṫar, tairis sin, créad far ġoid tú mo Ḋhee.

31. Agus do ḟreagair Iacob, agus
a dubhairt sé ré Laban: do ċionn go raibh
eagla orum, agus go ndubhairt mé; go
mféidir go mbeanfá hingeana ar éigin
diom.

32. Gidh bé ar bith ga bfuighe tú
do Dhee, nar ab beó é: féuċ a laṫair
ar ndearbhráithreaċ má tá éinni agumsa
dod ċuid, agus beir ċugad féin é:
óir níor eidir Iacob gur goid Ráchel
iad.

33. Agus do ċuáidh Laban go puball
Iacob agus go puball Léah, agus
go pubaillibh an dá ċumal; aċ ní bfuáir
sé iad aca. Ann sin do ċuáidh sé as
puball Léah, agus do ċuáidh a sdeaċ a
bpuball Ráchel.

34. A nois do ġab Ráchel na hiomáighe,
agus do ċuir a nuġaim na ccámull
iad, agus do suidh orra: agus
do sriom Laban an puball uile, ach ní
bfuáir sé iad.

35. Agus a dubhairt sisi ré na haṫair,
ná cuireadh fearg ar mo ṫighearna
naċ bféadaimse éirġe suas romad;
óir atá gnáṫ na mban orum: agus
do sriom Laban an puball, agus ní
bfuáir na hiomáighe.

36. Agus do bí fearg ar Iacob,
agus do ċáin Laban: agus do ḟreagair
Iacob, agus a dubhairt sé ré Laban:
cread é mainndlighe? cread i mo ċoir,
as ar lean tú ċoimġearsio mé?

37. A náit-ar sriom tú mo ṫrusgán
uile, créud fuáir tú dod áirnéis tiġe
agam? cuir ann so as coinne mo dhearbhráiṫreaċ
agus do dhearbhráiṫreaċsa é,
go mbeirid breaṫ eadrainn araon.

38. A nfiċid bliadhanso atáim ag
foġnamh duit, níor ṫeilgeadar do ċhaoirigh
a nuáin, ná do ġabhair baininnigh a
mionnáin, agus ní duáigh mé reiṫe do
ṫréuda.

39. An méid do marbhadar na beaṫaigh,
ní ṫug mé ċugadsa é, is orum
féin do bi a dul a muga: * as mo
láimsi do iarr tusa é, má gadadh sa
ló, nó má do gadadh sa noiḋċe é.

* Exod. 22. 12.

40. Mar so do bí mé, san ló do
sheargadh an tiormaċ mé, agus an sioc
sa noiḋċe, agus do ḋeallaigh codladh rém
súilibh.

41. Mar so do bí mé fiċċe bliadhan
ann do ṫigh: do ḟoghain mé duit ceiṫre
bliadhna déag ar son do dhias ingean,
agus sé bliadhna ar son táirnéisi,
agus do áṫruigh tú mo ṫuarasdal deiċ
nuáire.

42. Muna beiṫ Dia maṫar, Dia
Abraham, agus eagla Isaac leam; go
deimhin do ċuirfeá ar siubal a nois mé
folamh: do ċonnairc Dia mo leattrom agus
sáoṫar mo lám, agus tug aiṫfear
[orsa] a réir.

43. Agus do ḟreagair Laban agus
a dubhairt ré Iacob; a siad na hingenaso
mingeanasa, agus an ċlannso
mo ċlannsa, agus a náirnéisse a siad
máirnéisse iad, agus a bfaiciónn tú
uile as liomsa iad; agus cread fhéadaim
do ḋéunamh san ló a niugh riuso mingeana
féin, nó ré na ccloinn do rugadar.

44. Ar a nadhbharsin, tárrsa a
nois déunam cunnradh, misi agus tusa,
agus bíodh sé mar fiaḋnaise eadrum agus
tú.

45. Agus do ṫóg Iacob cloch,
agus do ċuir na seasamh i mar philéir.

46. Agus a dubhairt Iacob ré na
dhearbhráiṫribh, cruinnighidh cloċa; agus
do ċruinniġeadar cloċa, agus do rinneadar
leasa, agus a duadar biadh ann sin
ar an leasa.

47. Agus do ġoir Laban dainm de
Legar-Sahadouta, aċ do ġoir Iacob
Galeed de.

48. Agus a dubhairt Laban, is fiadhnaisi
an leasaso eadrum agus tú a
niugh: agus uime sin do goireadh Galeed
dainm de;

49. Agus Mispah, óir a dubhairt
sé, déunadh an tiġearna faire eadrum
agus tú a nuáir béam gan beiṫ a
laṫair a ċéile.

50. Má ní tú leatrom ar mingenaibh,
nó má beir tú mná eile leiṫ amuigh
dom ingeanaibh, ní bfuil duine ar
brochair: féuch, atá Dia dfiaḋnaise
eadrainn.

51. Agus a dubhairt Laban re Iá-
cob, féuch an leacht so, agus féuch an
pileir noch do ṫóg mé eadrum agus
tú.
52. Bíoḋ an leacht so dfiaḋnuise, agus
bíoḋ an pileir sé dfiaḋnuise nach raċa
misi tar an leacht so ċugadsa, agus
nach dtiocfa tusa tar an leacht so ċu-
gamsa agus tar an bpileirse do ḋéu-
naṁ dochair.
53. Déunaḋ Dia Abraham agus
Dia Nahor, Dia a naiṫreaċ breiṫeamhnus
eadrainn: agus do ṁionnuiġ Iácob fá
eagla a aṫar Isaac.
54. Ann sin do rinne Iácob íoḋbairt
ar a tsliabh, agus do ġoir a dhear-
bhráiṫre diṫe aráin: agus a duadar
arán, agus do ḟanadar feadh na hoiḋċe
sa tsliabh.
55. Agus go moċ ar maidin do
éiriġ Laban suas agus do ṗóg sé a
ṁic agus a inġeana, agus do bheannuigh
sé iad: agus do ḋealuiġ Laban riú, agus
do ḟill ċum a áite féin.

---

CAIB. 32.

AGus do imṫiġ Iácob roimhe
na ṡliġe, agus tárla ain-
gle Dé ris.
2. Agus a nuáir do
ċonnairc Iácob iad, a dubhairt
sé: as é so sluaġ Dé, agus do ġoir
sé dainm do náit sin Mahanaim.
3. Agus do ċuir Iácob teachta roimhe
go hÉsau a ḋearbhraṫair go fearann Seir,
eadhon talaṁ Edom.
4. Agus do aiṫin sé dhiobh ag ráḋ;
mar so a deirtí rem ṫiġearna Esau:
a deir do ṡeirbhíseaċ Iácob mar so: do
ċomhnuighe mé a bfochair Labáin, a-
gus do ḟan mé aige ann sin go ttí a
nois.
5. Agus atáid daiṁ agus as-
sail agam, tréuda agus seirbhísigh
fear agus seirbhísiġ ban: agus do ċuir
mé teachta uáim dá innisin dom ṫiġearna,
ionnus go bfaġa mé grása ad ra-
dharc.
6. Agus do ḟilleadar na teachta go
Iácob, ag ráḋ; tangamairne go nuige
do ḋearbhráṫair Esau, agus atá seision
ag teacht mar an gcéudna do ṫeag-
ṁáil ort, agus ceiṫre chéud fear
leis.
7. Ann sin do bhí Iácob lán deagla
agus danbuáin: agus do roinn sé na
daoine do bhí aige, agus na tréuda, a-
gus na sealba, agus na cámhuill a ndá
ċuideachtuin.
8. Agus a dubhairt, má ṫig Esau
cum cuideachta dhiobh, agus go mbuáilfiḋ
iad, ann sin raċuiḋ an ċuideachta ḟuiġfiḋear
as uaḋ.
9. Agus a dubhairt Iácob, A Dhé
máṫar Abraham, agus a Dhé máthar
Isaac, an tiġearna noch a dubhairt rium;
* fill ċum do ṫíre féin agus ċum do * Caib. 31.
ġaoil, agus do geabhtar misi go maiṫ 13.
ort.
10. Ni fiú mé an ċuid as luġa dot
ṫrócaire, agus do nfírinne noch do
ṫaisbéin tú dod óglaċ: óir lem bhata
ṫáinig mé tar an Iordáinse, agus
a nois atáim dá bhanna.
11. Saor mé, iarruim ort, ó láiṁ mo
ḋearbhráṫar, ó láiṁ Esau: óir atá
eagla agum roimhe, dfaitċios go ttioc-
faḋ, agus go mbuáilfeaḋ mé, agus
an ṁathair maille ris an cclainn.
12. Agus a dubhairt tusa, go dei-
ṁin do ḋéuna mé maiṫ dhuit, agus do
ḋéuna mé do ṡíol mar ghaineaṁ na
fairge nach féidir áireaṁ ar a ioma-
damlacht.
13. Agus do ḟosuiḋ sé ann sin a
noiḋċe sin féin, agus do bhean sé
as an ni ráinic ċum a láiṁe, bronnta-
nus re ṫabhairt dá dhearbhbhrathair
Esau.
14. Dhá chéad gabhar baineann,
agus fiche poc, dhá chéad caora
baineann, agus fiche reiṫe.

15. Triocad ċámall bainne gona mbromċaibh, ceaṫraċad bó, agus deiċ tairbh, fiċe asal baineann, agus deiċ searraigh.

16. Agus do ṫeaċaid sé iad a láimhibh a ṡearḃfoġantach, gaċ éntréad ar leiṫ, agus a dubhairt ré na ṡearḃfoġantaiḃ; gluáisiġ ṫairis a noṁ roṁamsa, agus cuiriḋ spás eidir gaċ dá ṫréad.

17. Agus do aiṫin don ċéd tus, dá ráḋ: a nuáir teigeómas mo ḋearbhráṫair Esau riot, agus fiafroċus díot, ag ráḋ, cia léar leis tú? agus cáit a raċa tú? agus cia leár leis iad so romhad?

18. Annsin a déura tusa, is lé do ṡearḃfoġanta Iácob iad so; is tiodhlaicṫe é do cuireaḋ ċum mo ṫiġearna Esau; agus féuċ atá sé féin mar an gcéadna ar ndiáiġ.

19. Agus is mar sin do aiṫin sé don dara, agus don treas tus, agus don méid do lean na sealba, ag ráḋ; ar an moḋ so laiḃeórṫaoi ré hEsau a nuáir do geabṫaoi é.

20. Agus abraiġsi ós a ċionn sin; féuch, atá do ṡearḃfoġanta Iácob ar ndiáiġ, óir a dubhairt; ceinnseoċaiḋ mé é leis an mbronntanas raċas roṁam, agus na ḋiáiġ sin do ċífe mé a ġnúis; do bféidir go ngéubaḋ sé mo ġnúis ċuige.

21. Mar sin do ċuáiḋ an tiodhlaca anonn roiṁe, agus do ċomnaiġ sé féin a noiḋċe sin ansa ċampa.

22. Agus do éiriġ sé súas a noiḋċe sin, agus do ġlac sé a ḋias ban, agus a ḋá ċumal, agus a ḟiċe mac ócc, agus do ċuáiḋ sé tar áṫ Iabboc a nunn.

23. Agus do ruġ sé orra, agus do ċuir tar an abhainn a nunn iad, agus do ċuir ṫairis anunn a raiḃ aige.

24. Agus do fágbaḋ Iácob na áonar, agus do ḃí duine ag gleic ris nó go ttáinig éirġe na maidne.

25. Agus a nuáir do ċonnairc sé nać deachaiḋ aige air, do ḃean sé re log a lágairce, agus do ḃí log lágairce Iácob as alt, mar do ḃí ag spáirn ris.

26. Agus a dubhairt sé, léig dam imṫeaċt, óir atá an lá ag éirġe: agus a dubhairt seision,* ní léigfe mé ort imṫeaċt nó go mbeannuiġe tú mé. *Hos. 12. 4.

27. Agus a dubhairt seision, cá hainm tú? agus a dubhairt seision, Iácob.

28. Agus do ráiḋ seision, ní goirfear * Iácob díot feasda mar ainm, aċ Israel: óir atá cumasa agad mar ṗrionnsa ré Dia, agus ré daóinib, agus do ruġ tú buáiḋ. * Caib. 35. 10.

29. Agus do fiafraiġ Iácob ḋe, agus a dubhairt ris: guidhim tú, innis dam hainm: agus do ráiḋ seision; créad an fáṫ fa bfiafraiġionn tú mainm? agus do ḃeannaiġ sé ann sin é.

30. Agus do goir Iácob Peniel dainm do náit sin; óir do ċonnairc mé Dia aġaiḋ ar aġaiḋ, agus do sábaladh mo ḃeaṫa.

31. Agus mar do ċuáiḋ a nunn tar Pheniel, do éiriġ grian air, agus do ḃí sé bacach ann a laḋraig.

32. Uime sin naċ iṫid clanna Israel gus a niuġ don féiṫ do ċrap, noċ bíos a log na laḋraige: do ċionn gur ḃean sé ré log na laḋraige ag Iácob ann sa bféiṫ do ċrap.

---

# CAIB. 33.

AGus do ṫóg Iácob a ṡúile súas, agus dairc sé, agus féuċ do ṫáinic Esau agus ceiṫre céad fear leis. Agus do roinn sé an ċlann do Léah, agus do Ráchel, agus don dá ċumal.

2. Agus do ċuir sé na cumala agus a cclann a ttosach, agus Léah agus a clann na ndiáiġ, agus Ióseph fá ḋeireaḋ.

3. Agus do ġluáis anonn rompa, agus do ċlaon é féin go talam seaċt nuáire, nó go ttáinig a bfogus dá ḋearbhráṫair.

4. Agus do riṫ Esau na ċoiṁe,
agus do ṫeagṁ ris é idir a dá láiṁ, a-
gus do luiḋ ar a ṁuineul, agus do
póg é: agus do ġuileadur.
5. Agus do ṫóg sé suas a ṡúile,
agus do ċoṁairc na mná agus an ċlaṅ,
agus a dubairt, cia hiad súd agad?
agus a dubairt seision, an ċlaṅ tug
Dia go grásaṁuil dod ṡeirbiseach.
6. Aṅ sin tangadur na cuṁail,
agus a cclaṅ a bfogus, agus do
ċlaon dur iad féin.
7. Agus ṫáinic Léah mar an gcéad-
an gon a cloiṅ a bfogus, agus do
ċlaonadur iad féin: agus fá deireaḋ
ṫáinic Ioseph agus Rachel a bfogus,
agus do ċlaonadar iad féin.
8. Agus a dubairt sé, créad as
ciall duit ris a ngluasa uile, ṫarla
rium? agus a dubairt seision, dfa-
ġáil grás a radharc mo ṫiġearna.
9. Agus a dubairt Esau, atá go
lór agamsa a ḋearbraṫair, bioḋ an ni
as leat agad féin.
10. Agus a dubairt Iacob; ni headh,
guiḋim ṫú, má fuair mé a nois grása
ad radharc, aṅ sin glac mo ḃronnta-
nas as mo láiṁ: óir is uime sin do
ċoṁairc mé do ġnuis aṁuil mar do ċifiṅ
gnuis Dé; agus do ṫaitin mé riot.
11. Guiḋim ṫú glac mo beannuġaḋ
tugaḋ ċugad; dó ċioṅ go raib Dia
go grásaṁuil riom, agus do ċioṅ go
bfuil go lór agam: agus do ṡáruiġ
air, agus do ġab sé an tiodlaiceaḋ.
12. Agus a dubairt seision, gluai-
siom aṅ ar sliġe, agus imṫiġiom, a-
gus raċad misi romad.
13. Agus a dubairt seision ris:
atá a fios ag mo ṫiġearna go bfuilid na
leinim maoṫ, agus na tréada agus
na healbada ré hóga agamsa: agus
má ṫiomáinid daoine go hiomarcach
iad a naonló, ġeabuid an tréd uile bás.
14. Eirġioḋ mo ṫiġearna, iarruim
ort, ṫéiġis anoṅ roiṁe a ṡeirbiseċ, a-
gus leanfa misi ṫú go socair, réir mar
féadfuid a ngnéis biás romam agus
an ċlaṅ fulang, nó go ttí mé go nuige
mo ṫiġearna go Seir.

15. Agus a dubairt Esau, léig
damsa a nois [cuid] don ṁuintir atá
am ḟoċair dfágbáil agad: ⁊ a dubairt sei-
sion, cionnus rioċtar a leas? fagaim
a nois grása a radharc mo ṫiġear-
na.
16. Mar sin do ḟill Esau aṅ lá sin
féin aṅ a sliġe go Seir.
17. Agus do ġluais Iacob go Suc-
cot, agus do riṅe tiġ dó féin, agus
do riṅe máinreaċa dá áirnéis: uime sin
goirtear * Succot dainm do náit. *i. Botha no mainreacha.
18. Agus ṫáinic Iacob go Sálem,
caṫair Shechem noċ atá a ttír Cá-
naain, a nuáir ṫáinic sé ó Phádan-
Aram, agus do suiḋiġ a pubail as
ċoiṁe na caṫrach.
19. Agus do ċeannuiġ sé cuid do
ṁacaire, áit ar leaṫnuiġ sé a pubail, as
láim ċloiṅe Hámor aṫar Sheċem ar céad
piosa airgid.
20. Agus do ċuir altóir suas
ansin, agus do ġoir sé di * El-elohe-
Israel. * i. Día Israel.

## CAIB. 34.

Agus do ċuala Dinah ingean
Léah, noċ rug si do Iacob,
amach dfeicsin ingeana na
tíre.
2. Agus a nuáir do
ċoṁairc Sechem mac Hámor an Hiviteach
prionnsa na críċe í, do rug sé uirre,
agus do luiġ sé lé, agus do truáill-
liġ sé í.
3. Agus do bí a anam ceangailte
do Dhinah ingean Iacob, agus do gráḋ-
uiġ sé í, agus do labair go ciúnealta
ris an gcailin.
4. Agus do labair Sechem ré na
aṫair Hámor, ag ráḋ, fagh damsa an
cailinsi na mnaoi.
5. Agus do ċualaiḋ Iacob gur
truaillig sé a ingean Dinah; a nois
do bádur a ċlaṅ san ṁacaire ag a
náirnéis,

náirnéis, agus do ṫost Iácob nó go
ttáinic síad.
6. Agus do ċuáiḋ Hámor aṫair She-
chem amach do ċomráḋ ré Iácob.
7. Agus tangadur mic Iácob ón
maċaire a nuáir do ċualadur sin,
agus do ġlac doilġíos iad, agus do
bádur ro ḟeargach fá go ndéarna sé
leiṁe a naġaiḋ Israel tré luiġe lé
hinġhin Iácob, ni nar dliġṫeaċ do ḋéa-
naṁ.
8. Agus do riñe Hámor comráḋ
riu, agus a dubairt; atá anam mo ṁic
Sechem lán dfonn hinġine, aṫċuingim
ort a tabairt dó na mnaoi.
9. Agus déanaiḋsi cleaṁnas riñe, a-
gus tugaiḋ bur ninġena dúinn, agus
glacaiḋ ar ninġena ċugaibh.
10. Agus áiteoċṫaoi nar bfoċair:
agus biáiḋ an talaṁ as bar gcoṁair;
coṁnaiġiḋ agus malairtiġiḋ ann, agus
faġaiḋ sealba dib féin ann.
11. Agus a dubairt Sechem ré na
haṫair agus ré na dearbráiṫrib, faġaim
grása an bur radharc, agus giḋ bé
ni déarṫaoi riom do béar uáim é.
12. Ni bfuil dá ṁéid crodh nó
tiodlaiceaḋ iarrfaiḋe oram, naċ ttiubra
mé uáim do réir mar a déarṫaoi riom;
aċ go ttugṫaoi an cailín daṁ na mnaoi.
13. Agus do ḟreagradur mic Iá-
cob Sechem agus a aṫair Hámor go
cealgaċ, do ċionn gur ṫruaillig sé a
ndeirbsiur Dinah.
14. Agus a dubradur riu, ni
ḟéadmaoidne an ni si a ḋéanaṁ, ar ndearb-
siur do ṫabairt do neaċ naċ bfuil timċill-
ġearrṫa; óir do buḋ masla dúinn sin.
15. Aċ cóntoċam dib mar so, má
biṫísi mar a táṁaoidne, gaċ énfirion-
ach agaibh do beiṫ timċillġearrṫa.
16. Ann sin do béuram ar ninġena
dóib, agus géubam bur ninġena ċugainn,
agus coiṁneoċam maille rib, agus
biam ar néunpobal.
17. Aċ muna éistí riñ fá beiṫ
timċillġearṫa; ann sin béuram ar nin-
ġean linn, agus imeoċam roṁainn.
18. Agus do ṫaitin a mbriaṫra
le Hámor agus le Sechem, mac Hámor.
19. Agus níor ċuir an tóganach
maill san ni do ḋéunaṁ, do ċionn go
raib dúil aige a ninġin Iácob, agus
do buḋ ro onóruiġe é ná tiġ aṫar
uile:
20. Agus táinic Hámor, agus
Sechem a ṁac go geata a ccaiṫreach,
agus do labradar ré muintir na cai-
ṫreach, ag ráḋ.
21. Atáid na daoinesi síoṫċánta
riñ, uime sin áitriġidis an talaṁ, a-
gus déindís malairt ann; óir féaċaiḋ, atá
an fearann fairsing go lór dóib; glacam
a ninġena na mnáib ċugainn, agus tu-
gam ar ninġena na mnáib dóibsion.
22. As aṁáin gurab mar so
cóntoċaid na daoine linn, coṁnuiġe
do ḋéanaṁ ar bfoċair go mbemis ar
naonpobal; gach cón ḟirionnaċ againn do
beiṫ timċillġearrṫa, mar a táidsion
timċillġearrṫa.
23. Naċ buḋ linne a náirneis, a
maóin, agus gaċ ainṁiḋe dá mbi aca?
as aṁáin tigiom léo, agus áitreoċaid
againn.
24. Agus do cóntuiġ a ndeaċaiḋ a-
maċ as geata a gcaiṫreach lé Há-
mor, agus lé Sechem: agus
do timċillġearraḋ gach éinfear,
an méid do ċuáiḋ amach as geata a
gcaiṫreach.
25. Agus tárla an treas lá a
nuair do bádur neimneaċ, gur ġlaca-
dar dias mac Iacob, Simeon agus
Lébi dearbráiṫre Dhinah, gach cón
aca a ċloiḋeaṁ, agus tangadur ar
an gcaṫraiġ go dána, agus * do ṁar- * Caib. 49. 6.
badur na fir uile.
26. Agus do ṁarbadur Hámor, a-
gus Sechem a ṁac le fóbar an ċloi-
ḋiṁ, agus tugadar Dinah as tigh
Shechem, agus do ċuadur a maċ.
27. Tangadur clann Iácob ar a
nár, agus do ċreaċadar an ċaṫair, do
ċionn gur ṫruáilliġeadur a ndeirb-
siur.
28. Do ṫógbadur a gcaóiriġ a-
gus a ndaiṁ, agus a nasail, agus
an méid do bi sa ccaṫraiġ, agus an
méid do bi ar an maċaire léo.
29: Agus

29. Agus a saidbhrios uile agus a nógha uile, agus a mná rugadar léo a láim, agus do agcedur go léir a raib ann sa tiġ.

30. Agus a dubhairt Iacob ré Simeon, agus ré Lébi; do ċuireabhair buáiḋeaḋ orum, mo ḋéanam bréun a measg áitreabhaḋ na tíre, a measg na Ccananitech, agus a measc na bPerizitech: agus gan mé aċ beagán a nuimir, cruinneoċuid iad féin uile am aġaiḋ, agus muirfid mé, agus sgriosfuiġer mé féin agus mo tiġ.

31. Agus a dubradur san, nar ċóir ḋóson a ḋéanam ré ar ndeirbhsiair-ne mar do ḋéanaḋ sé ré meirdriġ?

## Caib. 35.

Agus a dubhairt Dia ré Iácob; éirig, imtiġ suas go Bétel agus comnuiġ ann sin: agus déun altóir ann do Ḋhia noċ do foillsiġ é féin ḋuit
*Caib.28.19. *a nuáir do teiċ tú ó láṫair do ḋearbhráṫar Esau.

2. Ann sin a dubhairt Iácob ré na muinntir, agus ré a raib na foċair uile; cuiridh uáib na Deé coimiġteċa atá eadruibh, agus bíġi glan, agus aṫruiġiḋ bhur néudaiġe.

3. Agus éirgem agus teagum suas go Bétel, agus do ḋéna misi altóir ann do Ḋhia, noċ do freagair mé a nam mo ċhúaḋoige, agus do bí liom ann gach sliġe ar ghabus.

4. Agus tugadur do Iácob a raib do Ḋhéeibh coimiġteca ann a láṁuibh, agus a raib dfáinniḃ na ccluásuibh, agus do folaiġ Iácob iad faói an ddarraiġ noċ do bí láim ré Sechem.

5. Agus do ġluáiseadur, agus do bí egla Dé ar na caiṫreaċuibh do bí gaċa taobh ḋíoḃ, agus níor leanadar siad clann Iácob.

6. Mar sin táinic Iácob go Luz, noċ atá a ttír Chánaan, eadhon Bétel, é féin agus a raib aige uile.

7. Agus do rinne altóir ann,* agus *Caib.27.43.
do ġoir El-Bétel do náit, do ċionn gurob ann do taisbéin Dia é féin dó, a nuair do teiċ sé ó láṫair a ḋearbhráṫar.

8. Aċ fuáir Debórah banaltra Rebecah bás, agus do hadhlaiceaḋ í taoḃ síos do Bhétel faói ḋarraigh: agus do goireaḋ Allonbacut dainm do náitsin.

9. Agus do taisbéin Dia a ris é féin do Iácob a nuáir táinic sé a mach as Pádan-Aram, agus do beannaiġ sé é.

10. Agus a dubhairt Dia ris; Iácob as ainm ḋuitsi; ni goirfiġer feasda Iácob ḋíot, aċ * Israel *Caib.32.28.
bus ainm ḋuit: agus do ġoir sé Israel dainm de.

11. Agus a dubhairt Dia ris: is misi Dia uile ċumaċtach, bí siolmar agus foirlíon: tiocfaiḋ cineadh agus morán do ċinneaḋaċuibh uáid, agus tiocfaid ríġte amach ód ḟorḃonnuiḃ.

12. Agus an dúṫaiḋ tug misi do Abraham, agus do Isaac, do béura mé ḋuitsi í, agus dot síol ad ḋiáiġ do béura me an dúṫaigsin.

13. Agus do ċuáiḋ Dia úaḋ suas sa náit a raib ag caint ris.

14. Agus do tóg Iácob piléir sa náit a raib ag caint ris, eadhon piléir cloiċe, agus do ḋóirt offrail ḋige air, agus do ḋóirt ola air.

15. Agus tug Iácob Bétel dainm ar a náit a raib Dia ag caint ris.

16. Agus do aistriġeadur ó Bhétel: agus ni raib aċ sliġe ġearr ag teaċt go Hephrat, agus do ġabh teinnios cloinne Ráchel, agus fuáir si saoṫar doċamlach.

17. Agus tárla a nuáir do bí si ann a saoṫar éigeantach, go ndubhairt an bean cunganta ria, ná bíoḋ egla ort, biáiḋ an macsa agad mar an gcéanda.

18. Agus tárla a nuáir do bí a hanam ag dul aiste (óir fuáir si bás)

gur

gur goir sí Benoni dainm dé: aċ tug
a aṫair Beniamin dainm dó.
19. Agus fuáir Ráchel bás, agus
do hadhlaiceadh í ar a sliġe a ngabhtaói
go hÉphrat, noċ re ráidhtior Betle-
hem.
20. Agus do ċuir Iacob Pileir
ar a huáiġe: sé sin Pileir uáiġe Rá-
chel gus a niuġ.
21. Agus do aistriġ Israel, agus
do leaṫnaiġ a pubal taob tall do tor
Edar.
22. Agus tárla, a nuáir do bí I-
saac na ċomnaiġe sa duṫaiġ sin, go
ndeaċaidh Reuben, agus gur * luiġ re
Bilhah leannán aṫar, agus do ċualaidh
Israel sin. A nois clann Iacob bá dá
ḟear dhéag iad.
23. Mic Léah, Reuben céidġin Iá-
cob, Simeon, agus Lébi, agus Iúdah
agus Isachar, agus Sebulun.
24. Mic Ráchel, Ióseph, agus
Beniamin.
25. Mic Bhilhah, cumal Ráchel,
Dan agus Naphtali.
26. Agus mic Silpah, cumal Léah,
Gad agus Asser. Asiad so mic Iá-
cob, noċ do rugadh dhó a bPádan-A-
ram.
27. Agus táinic Iacob go nuige
a aṫair Isaac go Mamre go caṫraigh
Arbah, (ġeon Hébron) áit ar ċomnaigh
Abraham agus Isaac.
28. Agus dob iad láeṫe Isaac
céud agus ceiṫre ficid bliadan.
29. Agus do ṫiomun Isaac asprio-
rad suas, agus fuair bás, agus do *
cruinniġeadh ċum a dháoine é, ar mbeiṫ
foirfe lán do ois dó: agus do adhlaiceá-
dur a ċlann, Esau agus Iacob, é.

* Caib. 49. 4.

* Caib. 25. 8.

CAIB. 36.


A Nois a siad so geinealaiġ
Esau, re ráidhter Edom.
2. Tug Esau a mná
dingeanaiḃ Chánaain, Adah
ingean Elon an Hititeach, a-
gus Aholibamah ingean Anah, ingean Si-
beon an Hibiteċ.

3. Agus Basemat, ingean Ismael,
deirbṡiur Nebaiot.
4. Agus rug * Adah do Esau
Eliphas; agus rug Basemat Rebel.
5. Agus rug Aholibamah léus, a-
gus Iaalam, ⁊ Córah: siad so mic
Esau noch rugadh dhó a ttir Chána-
ain.
6. Agus do ṫóg Esau leis a mná,
agus a mic, agus a ingena, agus a nuile
pearsa dá ṫeaglach, agus a áirnéis,
agus a uile ainminṫiġe, agus a su-
bstaint uile, noċ fuair sé a ttir Chána-
ain; agus do ċuáidh fan tír, ó aghaidh a
dearbraṫar Iácob.
7. Oir budh mó a saidbrios ná mar
do fédadur diomċar láim ré ċéile:
agus an tír ann a rabhadur na gcoi-
mightib, níor ḟéad sí a niomċar le
hiomad a mhóine.
8. Mar so do áitreb Esau a gcnoc
* Seir: is é Esau Edom.
9. Agus a siad so geinealaiġ Esau
aṫair na nÉdomiteach a gcnoc Seir.
10. A siad so anmanna mac Esau:
* Eliphas mac Adah, bean Esau; Re-
bel mac Bhasemat, bean Esau.
11. Agus dob iad mic Eliphas,
Témon, Omar, Sépho ⁊ Gátam, ⁊ Cénas.
12. Agus do bí Timnah na leannán
ag Eliphas, mac Esau, ⁊ rug sí De-
liphas Amalec: Dob iád so mic Adah
bean Esau.
13. Agus dob iád so mic Rebel,
Nahat, agus Sérah, Sámach, agus
Misah: dob iad so mic Bhasemat
bean Esau.
14. Agus dob iád so mic Aholiba-
mah, ingean Anah, ingean Sibeóin, bean E-
sau: agus rug sí do Esau léus, agus
Iaalam, agus Córah.
15. Dob iad so Diúbcide mac E-
sau: mic Eliphas céidġin Esau Diúbce
Téman, Diúbce Omar, Diúbce Se-
pho, Diúbce Cénas.
16. Diúbce, Córah, Diúbce Gá-
tam, Diúbce Amalec; asiad so na
Diúbcide táinig ó Elipas a ttír E-
dom; dob iad so mic Adah.
17. Agus asiad so mic Rebel
mac

* 1 Chron. 1. 35.

* Jos. 24. 4

* 1 Chr. 1. 35, &c.

mac Esau: Diúice Nahat, Diúice Sé-
rah, Diúice Sámah, Diúice Missah:
a siad so na Diúicidhe táinic ó Rébhel
a ttír Edom: a siad so mic Bhasé-
mat ben Esau.
18. Agus is iad so mic Aholiba-
mah ben Esau; Diúice Ieus, Diúice
Iaalam, Diúice Córah: a siad so na
Diúicidhe táinic ó Aholibamah ingen
Anah ben Esau.
19. A siad so mic Esau (noc is
Edom) agus a siad so a Ndiúicidhe.
20. A siad so mic * Seir an Ho- * Chroin. 1. 38.
riteach, noc do áitrib an dúṫaidh;
Lótan, agus Sóbal, agus Sibeón, agus
Anah.
21. Agus Dison, agus Eser, a-
gus Disan: is iad so Diúicidhe na Ho-
riteach clann Sheir a ttír Edom.
22. Agus is iad so clann Lótain;
Hóri, agus Hémam: agus deirbhṡiur
Lótain Timnah.
23. Agus dob iad so clann Sho-
bail: Albhan, agus Manahat, agus
Ebal, agus Sépho, agus Onam.
24. Agus is iad so clann Shi-
beóin; araon Aiah, agus Anah: sé
so Anah, noc fuáir na muillidhe san
bfásac mar do bí ag beaṫuġaḋ asal
Shibeóin a aṫar.
25. Agus dob iad so clann Anah,
Dison, agus Aholibamah ingen Anah.
26. Agus dob iad so clann Dhi-
soin; Hemdan, agus Esban, agus
Itran, agus Chéran.
27. Agus a siad so clann Eser:
Bilhan, agus Saabhan, agus Acan.
28. Agus a siad so clann Dhi-
sain: Us, agus Aran.
29. A siad so na Diúicidhe (táinic)
do na Hóriteachaibh; Diúice Lótan,
Diúice Sóbal, Diúice Sibeón, Diúice
Anah,
30. Diúice Dison, Diúice Eser,
Diúice Disan: is iad so na Diúicidhe
táinig ó Hóri a measg a Ndiúicidhe a
ttír Sheir.
31. Agus a siad na Rígṫe so
fuáir ríoġaċt a ttír Edom: sul do bí
éinríg a ríoġaċt ós cionn cloinne Israel.
32. Agus Béla mac Beor do bí
a ríoġaċt a Nedom: agus ainm a
ċaiṫreċ Dinhabah.
33. Agus fuáir Béla bás: agus
Iobab mac Sérah ó Bhosrah fá ríġ na
áit.
34. Agus do éug Iobab, agus
Husam ó tír Themáni fa ríġ na áit.
35. Agus do éug Husam, agus
Hádad mac Bédad, noc do buáil Mi-
dian a mag Moab, fá ríġ na áit: a-
gus dob é ainm a ċaiṫreċ Abhit.
36. Agus do éug Hádad, agus
Samlah ó Mhasrecah fá ríġ na áit.
37. Agus do éug Samlah, agus
Saul ó Rehoboth ó nabhainn, fá ríġ na
áit.
38. Agus do éug Saul, agus
Baalhanan mac Achbor fa ríġ na
áit.
39. Agus do éug Baalhanan mac
Achbor, agus Hádar fa ríġ na áit;
agus dob é ainm a ċaiṫreċ Pau; a-
gus dob é ainm a mná Mehetabel in-
gen Matred, ingen Mesahab.
40. Agus a siad so anmanna na
Ndiúiceadha táinic ó Esau, do réir a
muintire ar long a naitreċ ann a nan-
mannaibh: Diúice Timnah, Diúice Al-
bhah, Diúice Ietet.
41. Diúice Aholibamah, Diúice
Elah, Diúice Pinon,
42. Diúice Cénas, Diúice Téman,
Diúice Mibsar,
43. Diúice Magdiel, Diúice Iram:
is iad so Diúicidhe Edom do réir a
náitreabha, a ndúṫaig a seilbe; sé sin
Esau aṫair na Nedomiteach.

## CAIB. 37.


Gus do bí Iácob na ċomnuiġe
sa tír a raib a aṫair na
ċoimiġteċ, a ttír Chana-
áin.
2. A siad so geinealaiġ Iácob, ar
mbeit

mbeiṫ do Ióseph seaċt mbliadhna dhéag
d'aois, do bhí ag ingilt an tréada a
bfochair a dhearbhráithreaċ, agus do bhí an
tóganaċ a bfochair ċloinne Bilhah agus
ċloinne Silpah, mná a aṫar: agus tug
Ióseph a ndroċṫuarusgbháil chum a
aṫar.

3. A nois dob ansa le hIsrael
Ióseph ná a ċlann uile, do ḃríġ gurab é
mac a sheanóirsi é: agus do rinne cóta
dó iomad daṫann.

4. Agus a nuáir do ċonncadar a
dhearbhráiṫre gur bansa le na naṫair é
ná a dhearbhráiṫre uile, do ḟuáiṫiġeadar
é, agus ní ḟéadaidís labhairt go síoṫċán-
ta ris.

5. Agus do ċonnairc Ióseph aisling,
agus do innis dá dhearbhráiṫrib í, agus
bá móide fós a bfúaṫ air.

6. Agus a dubhairt sé riu: guidhim
sibh éisdiġ ris a naislingsi do taidh-
bhseadh dham:

7. Oir féuch do bhámar ag ceangal
punann ar an macaire; agus féuch do
éiriġ mo ṗunannsa agus do sheas súas
go díreaċ, agus féuchaidh do bhádar bhur
bpunannasa na seasamh na timċioll, agus
do rinneadar umhla dom punainnsi.

8. Agus a dubhradar a dhearbhráiṫ-
re ris; an mbia tusa go deimhin a
ríġe ós ar ccionne? nó an mbia go
deimhin uachdaranas agad orrainn? Agus
bá moide fós a bfuaṫ air, tré na aislin-
gibh agus tré na bhriaṫraibh.

9. Agus do ċonnairc seisean fós
aisling eile, agus do innis sé dá dhearbh-
ráiṫrib í, agus a dubhairt; féuch do
ċonnairc mé fós aisling eile, agus féuch
do rinne an ġrian agus an ġealaċ agus
an táonréulta déug umhla damsa.

10. Agus do innis seision dá aṫair
agus dá dhearbhráiṫrib, agus do imdhearg-
haidh a aṫair é, agus a dubhairt ris; créd
é a naislingse do ċonnairc tusa? an
deimhin go ttiucfa misi, agus do ma-
ṫair agus do dhearbhráiṫre dar ccromadh
féin síos dhuitsi go talamh.

11. Agus do ḟuaṫuiġeadar a dhearbh-
ráiṫre é, ach do ċomarthuiġ a aṫair
an glór.

12. Agus do ċúadar a dhearbhráiṫ-
re dingeilt tréda a naṫar go Se-
chem.

13. Agus a dubhairt Israel ré Ió-
seph, nać bfuilid do dhearbhráiṫre ag
beaṫuġadh an tréda a Sechem? tárr
agus cuirfe mé ċuca tú: Agus a
dubhairt seision ris, atáim ansó.

14. Agus a dubhairt sé ris, guidhim
tú, éiriġ féuċ an maiṫ a taṫar ag do
dhearbhráiṫrib, agus an maiṫ a taṫar ag
na tréudaibh, agus tabhair scéula ċu-
gam a ris; mar sin do ċuir sé amać é
as gleann Hebron, agus táinig sé go
Sechem.

15. Agus fuáir duine áiriġe é,
agus féuċ do bhí ar seaċrán ar an maġ;
agus do ḟiafruiġ an tóglaċ de, ag
rádh; cia atá tú iarraidh?

16. Agus a dubhairt seision, atáim
ag iarraidh mo dhearbhráiṫreaċ, guidhim tú
innis dam cáit a bfuilid siad ag in-
geilt?

17. Agus a dubhairt an tóglaċ, do
imṫiġeadur as so; óir do ċuala mé
iad dá rádh; déanam do Dhótan. Agus
do lean Ióseph a dhearbhráiṫre, agus fu-
áir a Ndótan iad.

18. Agus a nuáir do ċonncadar é
a bfad uata, sul táinic sé na ngar,
do comhairliġeadur a marbhadh.

19. Agus a dubhradar gać fear ré
ċéile, féuchaidh atá an taislingteaċ so
ag teaċt.

20. Déanam a nois ar a nadbharsin
agus marbham é, agus teilgeam a bpoll
éigin é; agus a déanam gur marbh droċ-
beiṫeaċ éigin é: agus do ċifeam créud
tiucfas dá aislingibh.

21. Agus do ċualaidh *Reuben sin, * Caib. 42. 22.
agus do ṡaor ó na lámhaibh é, agus do
ráidh, ná marbham é.

22. Agus do ráidh Reuben riu, ná
dóirtidh fuil; aċ teilgidh é annsa bpoll
so atá ar an bfásaċ, agus ná cuiridh
lámh air; ionnus go mbeanfadh sé as a
lámhaibh é, dá tabhairt dá aṫair a ris.

23. Agus tárla a nuáir táinig Ió-
seph ċum a dhearbhráiṫreaċ: gur bheanadar
a ċóta de, a ċóta ioldaṫaċ do bhí uime.

24. Agus do ṫógbadar leó é, a-
gus do ṫeilgeadar a bpoll é: agus do
ḃí an poll folaṁ, agus ní raiḃ uisge
ann.
25. Agus do ṡuigeadar síos diṫhe
aráin, agus do ṫógbadar súas a
súile, agus do aṁhairceadar, agus féuċ
do ṫáinic cuideaċta Ismaelitech ó Ghi-
lead gun a ccámulluiḃ, ag iomchar
spiosra, agus balma, agus mirra ag
imteaċt dá breiṫ síos do Néigipt.
26. Agus a duḃairt Iúda ré na dearb-
ráiṫriḃ, ciod an tarba má ṁarḃamaoid
ar ndearbraṫair, agus a fuil a ċeilt?
27. Déanam, agus reacam ris na
hIsmaelitechuibh é, agus ná beanaḋ ar
láṁa leis; óir isé ar ndearbraṫair agus
ar bfeóil é: agus do ċonntuigeadar a
dearbráiṫre sin.
28. Ansin do ġabadar Midianuigh
ré na ttaoib, ceannuigṫe; agus do ṫar-
ngeadar agus do ṫógbadar súas Ió-
seph as an bpoll, agus do * reacadur — * Psal. 105. 17. Eagna 10. 13, Gníomh. 7.9.
Ióseph ris na hIsmaeliteachuibh ar
ficid piosa airgid, agus rugadar sin
Ióseph do Néigipt.
29. Agus d'fill Reuben chum an
puill, agus féuċ ní raiḃ Ióseph san
poll: agus do ṡtiall sé a éudaċ.
30. Agus do fill sé ar a dearb-
ráiṫriḃ, agus a duḃairt; ní bfuil an
leanaṁ ann: agus misi cáit a ngéuba
mé?
31. Agus do ġlacadar cóta Ió-
seph, agus do ṁarbadar meannán do
na gabruiḃ, agus do ṫumadar an cóta
ann sa bfuil.
32. Agus do ċuireadar an cóta
ioldaṫaċ, agus rugadar ċum a naṫar
é, agus a duḃradar, ag so mar fua-
ramne é; aiṫin a nois a ré cóta do
ṁic é nó naċ é.
33. Agus do aiṫin seision é, agus
a duḃairt, a sé cóta mo ṁic é, do ṁarḃ
* droiċbeiṫeaċ é, atá Ióseph ar na — * Caib. 44.28.
ġearraḋ na piosuiḃ gan ċuntabairt.
34. Agus do ṡtiall Iácob a éu-
daċ, agus do ċuir éudaċ róinnig uime,
agus do rinne doilġios fá na ṁac mó-
rán do laeṫiḃ.

35. Agus do éirgeadar a ċlann ṁac
uile, agus a ingeana suas dá ṁeisniu-
ġaḋ, aċ do dhiult seision meisneaċ do
ġlacaḋ, agus do ráiḋ sé, óir raċad
mé síos ansa * nuáig ċum mo ṁic ag — * Ifrionn.
déanaṁ doilġiosa: mar so do ċaoin a
aṫair é.
36. Agus do reacadar na Midia-
nuigh é do Néigipt ré Potiphar
oifigeaċ do ṁuinntir Phárao, agus
caiptin a gárda.

## CAIB. 38.

AGus tárla sa namsin, go
ndeaċaiḋ Iúdah síos ó na
dearbráiṫriḃ, agus gur
fill a steaċ go hAdullami-
teaċ áirigṫe dar bainm Hira.
2. Agus do ċonnairc Iúdah ansin in-
gean Chanaanitigh áirigṫe dar bainm
* Suah, agus do ġab sé ċuige í, agus — * 1 Chroin. 2.3.
do ċompuaiduigh sé ria.
3. Agus do toirrċeaḋ í, agus rug
sí mac, agus tug sé Er dainm air.
4. Agus do * toirrċeaḋ a ris í, — * Vibhr. 26. 19.
agus rug sí mac, agus tug Onan
dainm air.
5. Agus do toirrċeaḋ fós a ris
í, agus rug sí mac, agus tug Sélah
dainm air: agus do ḃí sé ann Chesib a
nuáir rug sí é.
6. Agus tug Iúdah bean do Er a
ċéadġin, dar bainm Támar.
7. Agus do ḃí * Er céadġin Iúdah go — * Vibhr. 26. 19.
holc a bfiadhnuisi an tiġearna, agus
do ṁarḃ an tiġearna é.
8. Agus a duḃairt Iúdah ré hÓnan,
Ḃí ag mnaoi do dearbraṫar, agus pós
í, agus déuna síol dot dhearbhra-
ṫair.
9. Agus do ḃí a fios ag Onan
nach budh leis féin an síol: agus
tárla a nuáir do chuáidh sé do
chomhriachtain ré mnaoi a dhearbhra-
thar gur dhóirt sé ar an ttalamh,
ionnus

ionnus nac dtiubradh sé síol dá dearb-
ráthar.
10. Agus do chuir an ní do rinne sé
fearg ar a tighearna: uime sin do ṁarb
sé Onan mar an ccéadna.
11. Ann sin a dubhairt Iúdah re Tá-
mar, a bainchliamhain; fan ad baintreabh-
thaigh a ttigh hathar nó go bfásaidh mo
ṁac Sélah; (óir a dubhairt sé deagla,
go tteigeamhadh go bfuigheadh seision bás
fós mar fuair a dearbhráithre) agus
do imthigh Támar agus do rinne comhnuidh-
ghe a ttigh a hathar.
12. Agus a ccionn aimsire do éug
inghean Suah bean Iúdah, agus do ghlac
Iúda meisneach chuige, agus do chuáidh
súas go Timnah mar a raibh lucht
bearrtha a chaorach, é féin agus a cha-
ra Hirah an Tadullamiteach.
13. Agus do hinnseadh do Thámar,
dá rádh; Féuch, téid hathair cleamhna
súas go Timnah do bhearradh a chao-
rach.
14. Agus do chuir sisi a culaidh
baintreabhthaigh di, agus do folaigh sí í
féin le folach, agus do fill í féin
a néudach, agus do suidh a náit so-
fiacsana, láimh ris a tslighe ag dul
go Timnah; óir do chonnairc gur fás
Sélah, agus nar tugadh í féin na mnaoi
dó.
15. A nuáir do chonnairc Iúdah í, do
sháoil gur meirdreach do bhí ann, do
chionn gur folaigh sí a haghaidh.
16. Agus do fill sé uirre ar a
tslighe, agus a dubhairt, guidhim thú
luáithigh ort, léig dam a beith agad;
(óir ní raibh a fios aige gur bhí bean
a ṁic í) agus a dubhairt sisi, créud
do bheura tú dhamh do chionn a beith
agam?
17. Agus a dubhairt seision, cuirfe
mé meannán chugad ó na gabhraibh: agus
a dubhairt sisi, an bfuigheadh tú geall agum
nó go ccuiridh tú chugam é?
18. Agus a dubhairt seision, créud
an geall do bhéura mé duit? agus a
dubhairt sisi, do séula, do bráisléid, 7
do bata, noch atá ad láimh: 7 tug sé
iad sin di, 7 do bhí aice, 7 do toirrcheadh
leis í.
19. Agus do éirigh sisi, agus do
imthigh roimpe, agus do chuir a folach
di, agus do chuir a héudach baintreabhthaigh
uimpe.
20. Agus do chuir Iúdah an meannán
chuige lé láimh a charad an Tadullami-
teach, dfaghail a ghill as láimh na mná:
ach ní bfuáir sé í.
21. Ann sin do fiafraigh sé do
mhuintir na háite sin, cáit a bfuil an
meirdreach do bhi go hoscailte re
taobh na slighe? agus a dubhra-
dar san, ní raibh éinmheirdreach sa
náitsi.
22. Agus do fill seision go Iú-
dah, agus a dubhairt, ní fhaghaim í: agus
mar an gcéadna a dubhradar muintir na
háite, ní raib éinmheirdreach sa náitsi.
23. Agus a dubhairt Iúdah, bíodh
aice deagla go bfuighmís náire: féuch
do chuir mé an meannánso uáim agus ní
bfuáir tú í.
24. Agus táinic a sgéal a ccionn
tri miosa na diáigh sin, gur hinnseadh
do Iúdah ga rádh, do rinne hinghean Tá-
mar meirdreachus: agus féuch fós atá
sí torrach ó striopachus: agus a du-
bhairt Iúdah, tugthar amach í, agus
loisctear í.
25. A nuáir tugadh amach í, do chuir
sí fios chum a hathar cleamhna dá rádh,
ón té lear leis iad so atáimsi torrach:
agus a dubhairt sisi, guidhim thú, meas
cia lear leis iad so, an séula, agus
na bráisléid agus an bata.
26. Agus do admhaigh Iúdah iad,
agus a dubhairt, dob fíreunta ísi ná
misi, do chionn nach dtug mé dom ṁac
Sélah í: agus níor bean ría a rís, ní
ís mó.
27. Agus tárla a naimsir a
tuismidh, féuch go rabhadar díás iona
broinn.
28. Agus tárla a naimsir a
tuismidh gur chuir cón aca a lámh
amach, agus gur ghlac an bhean
chnuidighe an lámh, agus gur cheang-
gail snáite sgárlóide fan láimh, dá
rádh; sé so tháinic amach ar
ttús.

29. Agus tárla a nuáir rug sé
a lámh ar a hais: féuch táinig a
dhearbhráthair amach: agus a dubhairt
sisi, cionnus do bhris tusa amach?
biodh an bhrisedh so ort féin: uime sin
*1 Chron. 2. 4. Math. 1. 3. tugadh * Phárez dainm air.
30. Agus na dhiáigh sin táinic a-
mach a dhearbhráthair ar a raibh an snáithe
scárlóide ar a láimh, agus tugadh
Zárah dainm air.

---

## Caib. 39.

Agus rugadh Ióseph síos
do Negipt, agus Poti-
pher oifigeach do mhuintir
Phárao, caiptin a gárda,
Egipteach, do cheannuigh sé é
ar láimhibh na Nismaelitech, noch tug leó
síos ann sin é.
2. Agus do bhí an tighearna maille
re Ióseph, agus do bhí na dhuine sona:
agus do bhí sé a ttigh a mhaighistir
an Tégipteach.
3. Agus do chonnairc a mhaighistir
go raibh an tighearna maille ris, agus
go ttug an tighearna ar gach ní dá
ndearna sé rath do bheith air na láimhibh.
4. Agus fuáir Ióseph gráosa iona
radharc, agus do rinne seirbhís dó:
agus do rinne feitheamh ós cionn a
tighe de, agus do chuir fá na láimh a
raibh aige.
5. Agus tárla ó nuáir fá ndéarna
sé feitheamh de na thigh, agus ós
cionn a raibhh aige, gur bheannuigh
Dia tigh a Négiptigh air son
Ióseph; agus do bhí beannughadh an
tighearna air a raibh aige a stigh, agus
amuigh.
6. Agus do fág sé a raibh aige
a láimh Ióseph, agus níor bhfios dó
éinni dá raibh aige féin, ar amháin an
tarán do itheadh sé, agus do bhí Ió-
seph deaghmhaiseach, agus sgiamhach.
7. Agus tárla a ndiáigh na neitheann-
so, gur leag bean a mhaighistir a súil
ar Ióseph, agus go ndubhairt sí leis;
luigh liomsa.
8. Ach do dhiúlt seision sin, agus
a dubhairt re mnaói a mhaighistir; féuch,
ní fheas dom mhaighistir créad atá a-
gamsa sa tigh, agus do chuir sé a raibh
aige fám láimh.
9. Ní bhfuil duine is mó ná mé iona
thigh; agus níor choimhéid sé éinni uaim,
ach tusa, do chionn gur tú a bean:
cionnus fhéadfainnse mar sin an tolc mór
sa, agus an peacadh do dhénamh a nagaidh
Dé?
10. Agus tárla mar do bhí
sisi lá air lá ag labhairt re Ióseph,
nach ar éist sé ria do luighe léi no do
beith aice.
11. Agus tárla timcioll na
huáire sin go ndeachaidh Ióseph don tigh
do dhénamh a sheirbhíse, agus ní raibh
aondhuine do mhuintir an tighe astigh
ann sin.
12. Agus do rug sisi ar éudach
air, dá rádh; luigh liom: agus do fág
seision an brat na láimh, agus do
theith, agus do chuáidh sé amach.
13. Agus tárla a nuáir do chonnairc
sisi gur fág sé an téadach na láimh,
agus gur theith amach;
14. Gur goir sí ar mhuintir an
tighe, agus do labhair sí riu, agus do
ráidh; feuchaidh, tug sé Eabhruigheach a
steach do magadh oruinn: táinic sé a
steach chugamsa do luighe liom, agus
do goir misi na comhairc go hárd.
15. Agus táinic de sin a nuáir
do chualaidh sé gur tóg misi mo guth
ós áird, agus gur chomhairc mé, gur
fág a brat agum agus gur theith, a-
gus gur imthigh sé amach.
16. Agus do chuir sí an téadach a
ccumhdach láimh ria nó go ttáinig a
tighearna a steach.
17. Agus do labhair sisi ris do
réir na mbriathar so, dá rádh: an ser-
bhfoghantach Eabhruigheach noch tugais chugainn,
táinig sé a steach chugamsa do dhénamh
magaidh orum.
18. Agus tárla a nuáir do thóg
misi

misi mo ghuth go hárd, agus do éigh
mé, gur fág sé a brat agam, agus
gur theith sé amach.

19. Agus táinic as sin a nuáir
do chualaidh a maighistir briathra a mná
noch do labhair sí ris, dá rádh, marso do
rinne do sheirbhiseach rium, go raibh a
fheirg ar lasadh.

20. Agus do ghlac maighistir Ió-
seph é, agus do chuir a bpriosún é,
a náit a rabhadar priosúnaigh an Righ
ceangailte; agus do bhí sé ann sin a
bpriosún.

21. Acht do bhí an tighearna re Ió-
seph, agus do thaisbéin grása dó,
agus tug fabhar dó a lathair fir-
coiméud an phriosúin.

22. Agus tug fearcoiméd an
phriosúin fá láimh Ióseph na priosúnaigh
uile, noch do bhí san priosún; agus
gidh bé ar bith do níodh ann sin, dob
eision do níodh é.

23. Ni féuchadh fearcoiméd an
phriosúin do ní ar bith dá raibh fá na
láimh: do chionn go raibh an tighearna
maille rision; agus gach ní dá
ndéanadh sé go gcuireadh an tighearna
rath air.

## Caib. 40.



Agus tárla a ndiaigh na
neitheannso gur chuir buitléir
agus báicéir Righ na Hé-
gipte fearg ar a ttighearna
Righ na Hégipte.

2. Agus do feargaigheadh Phárao
a ndaghaidh deisi dá oificeachaibh, a naghaidh
an phríomhbuitléir agus an phríom-
báicéir.

3. Agus do chuir sé a láimh iad a
ttigh Chaiptin an gharda, don phriosún,
a náit a raibh Ióseph a láimh.

4. Agus do chuir Caiptin an ghár-
da a gcúram ar Ióseph, agus do bhí
ag fognamh dóibh, agus do bhádar seal
a bpriosún.

5. Agus do chonncadar araon ais-
ling, gach áon aca aisling féin a
naoinoidhche, gach neach aca do réir fhio-
tail a aislinge; buitléir agus báicéir
Righ na Hégipte, noch do bhí ceangailte
san priosún.

6. Agus táinig Ióseph a steach
chuca ar maidin, agus do féuch orra,
agus féuch do bhádar go dubhach.

7. Agus do fhiafraigh sé do oificeachaibh
Phárao do bhí na fochair a gcoiméud
tighe a thighearna, ag rádh: créad fa
bhfuilid comdubhach sin aniugh.

8. Agus a dubhradarsan ris, do
chonncamar aislinge, agus ni bhfuil
fear a ccialluighe againn. Agus a du-
bhairt Ióseph riú, nach ré Dia bheanas
ciallughadh? guidhim sibh, innsidh dámsa iad.

9. Agus do innis an tárdbuit-
léir a aisling do Ióseph, agus a du-
bhairt ris: ann maislingse, féuch, do bhí
fíneamhain am fhiaghnaise.

10. Agus ann sa bhfíneamhain do bhá-
dur trí beangáin, agus (do bhí) amhail do
biadh ag sgeitheadh amach, agus go raibh
a bláth ag teacht amach, agus go ttuga-
dur a ttriopaill cáora aibidhe uatha.

11. Agus do bhí Cupán Phárao
am láimhsi, agus do ghlac mé na grá-
paighe, 7 dfáisg me a ccupán Phárao
iad, 7 tug mé an cupán a láimh Phárao.

12. Agus a dubhairt Ióseph ris, a
sé so a chiall sin: na trí beangáin is
trí lá iad sin.

13. Sioghadh fós cionn trí lá fós
toigeóbhaidh Phárao do cheann suas, a-
gus cuirfidh ad áit féin tú, agus do
bheura tú Cupán Phárao na láim, do
nós an chéd mhóda a nuáir do bhí tú ad
bhuitléir aige.

14. Acht cuimhnigh ormsa a nuáir
bheas go maith agad, agus guidhim tú
taisbéin cineal dam, agus cuimhnigh
do Phárao mé agus beir amach as a
tighsi mé.

15. Oir as dearbh gur ab é mo ghoid
as crích na Nebhraidheach do rinneadh, ni
dearna mé éinní annso mar an gcéadna
as a ccuirfidís ann sa charcairsi mé.

16. A nuáir do chonnairc an tárd-

bácéir gur ṁaiṫ bríġ na haislinge, a
dubhairt sé re Ióseph, do bí misi mar
an gcéadna am aisling, agus féac do
bí agam trí cléibhinigh bána ar mo
ċionn.

17. Agus annsa cléibín uachtarach
do bí a nuile sórt bídh bácáltа do
Phárao, agus a dúadar a néunlaith
iad dom ċionn as na cléibínib.

18. Agus do freagair Ióseph agus
a dubhairt: sé so a ċiall sin: na trí
cléibínigh trí lá iad sin.

19. Giodheadh fós ċionn thrí lá fós
toigeóbhaidh Phárao do ċeann uáitsi, a-
gus cróchfaidh sé ar crann tú, agus
íosfaid a néunlaiṫ ṫfeóil díot.

20. Agus tárla an treas lá, noc
ba lá beirthe Phárao, go ndearna sé
féusta dá seirbhíseachaib uile, agus
gur tóg suas ceann a nárdbhuitléir a-
gus a nárdbháicéir a measc a ser-
biseach.

21. Agus do aisig sé an tárd-
buitléir cum a buitléireachta a rís: a-
gus tug sé an Cupán a láim Phá-
rao.

22. Ach do chroch sé an tárd-
báicéir, mar do ínnis Ióseph dóib.

23. Giodheadh níor ċuimnig an tárd-
buitléir ar Ióseph, acht do dhearmaid
sé é.

## CAIB. 41.

AGus tárla a gcionn dá
bliadan iomlán go bfaca
Phárao aisling, agus
féuch do bí sé na sheasam
láim ris a nabainn.

2. Agus féuch, táinig a níos
as a nabhainn seacht mbaṫ sgiamaċa, a-
gus iad ramhar a bfeóil, agus do
bádur ag ingeilt ar móinféar.

3. Agus féuc, táinic na ndiáigh as
a nabhainn seacht mbaṫ eile, gránda,
agus truágh a bfeóil, agus do sheasa-
dur a bfochair na mbó eile ar bruach
na habann.

4. Agus dúadar na baṫ gránda
feóiltruágha na seacht mbaṫ breághda
reamhra; agus ann sin do músgail Phá-
rao.

5. Agus do ċodail sé, agus do
ċonnairc sé aisling an dara huair; a-
gus féuch, tangadur seacht ndiasa
arba ar énċoinnlin ṁéith agus maith.

6. Agus féuch tangadur seacht
ndiasa tana cáola, ar na ccrónachadh
ón ngáoith a noir, a níos na ndiáig.

7. Agus do slugadar na seacht
ndiasa tana cáola na seacht ndiasa
ramhra lána. agus do músgail Phá-
rao, agus féuch dob aisling é.

8. Agus tárla ar maidin go raib a
sbiorad buaidheartha; agus do chuir
fios, agus do goir ar draoithib na
Hégipte, uile, agus ar a daóinib crío-
nna, agus do ínnis Phárao a aisling
dóib, ac níor frít éindhuine do ṁeosadh
a cciall do Phárao.

9. Ann sin do labhair an tárdbuitléir
ré Phárao ag rád, cuimnigim mo
lochta a niugh.

10. Do bí Phárao feargach ré na
seirbhíseachaib, agus do chuir sé misi
a bpriosún a ttigh ċaiptín an gárda,
mé féin agus an tárdbáicéir.

11. Agus do ċonncamar aisling
a néunoidhċe amháin, misi agus eision
do taidbhriogh dá gac nech againn do
réir idirmhínighe a aislinge féin.

12. Agus do bí ionar bfochair an-
sin óganach Eabhruidheach, seirbhíseach
ċaiptín an gárda, agus do ínnsiomar
dó ar naislingidh, agus do * foillsig — * Caib. 40. 12, &c.
ciall ar naislingidh dúinn, do gach
áon againn do réir a aislinge.

13. Agus tárla, do réir mar do
foillsig sé dúinn gur mar sin do bí:
do fill Phárao misi a rís cum
moifige, agus do chroch sé eision.

14. Ann sin do ċuir * Phárao — * Psal. 105. 20.
fios, agus do goir ar Ióseph, agus
tugadar leó é go deifrech amach as
an bpriosún, agus do bearr seision
é féin, agus do aṫruig a culaidh, a-
gus

agus táinic a stech go nuige Phá-
rao.
15. Agus a dubhairt Pharao re Ió-
seph, do chonairc mé aisling, agus
ni bhfuil nech fédus a heidirmhíniu-
ghadh, agus do chuala mé tharad orra,
go ttuigeann tú aisling chum a heidir-
mhínighe.
16. Agus do fhreagair Ioseph Phá-
rao dá rádh, ni hionnamsa atá sin:
do bhéura Dia do Pharao freagra
síothchánta.
17. Agus a dubhairt Pharao re
Ioseph: ann maisling féuch, do sheas
mé ar bhruach na habhanna.
18. Agus féuch, táinig a nios
as a nabhainn seacht mbat ramhra feól-
mhara sgiamhacha, agus do bhádur ag
ingilt ar léana.
19. Agus féuch, tangadur seacht
mbat eile amach na ndiaigh, truagha
ghránda, teircfeólach, a leithéid nach
bhfaca mé riamh ar feadh chríche na Hé-
gipte ar olcas.
20. Agus a dhúadar na bat truá-
gha grána súas na seacht mbat ram-
ra sin.
21. Agus a nuáir a dhúadar súas
iad, ni raibh a fios a ndúadar iad, ach
do bhádur grána do ghnáth, mar do
bhádar ó thús: ann sin do mhúsgail mé.
22. Agus do chonairc mé ann mais-
ling, agus féuch, táinic as éncoinnlin a-
máin seacht ndiasa iomlán, agus maithe.
23. Agus féuch, táinic súas na
ndiaigh so seacht ndiasa críona tana, a-
gus ar na ccródhadh ón ngaoith a
nsoir.
24. Agus do shluigeadur na diasa
tana na seacht ndiasa maithe; agus
do innis mé so do na draóithibh, ach ni
frith éunduine dfoillseochadh a mbrígh
dam.
25. Agus a dubhairt Ioseph re
Pharao; is ionann aisling Pharao:
do foillsigh Dia do Pharao ann ni as mi-
an leis do dhéunamh.
26. Na seacht mbat maithe is seacht mbli-
adhna iad, agus na seacht ndiasa maithe,
is seacht mbliadhna iad; is ionann a nai-
sling.
27. Agus na seacht mbat tana
grána táinic a nios na ndiaigh, is
seacht mbliadhna iad; agus na seacht ndiasa
folmha, buáilte on ngáoith a nsoir, budh
seacht mbliadhna gorta iad.
28. As é so an ni dubhairt mé re
Pharao: an ni is áil le Dia do dhé-
namh atá sé agá foillsiughadh do
Pharao.
29. Bíodh a fios agad go bhfuilid
seacht mbliadhna mórthorrthacha ag teacht
ar fedh chríche na Hégipte uile.
30. Agus éireochaid na ndiaigh sin
seacht mbliadhna gorta, agus dearmadfuighear
an fhairsinge uile a gcrích na Hé-
gipte, agus millfidh an ghorta an
talamh.
31. Agus ni bá fios an lionmhuire
sa tír, do bhrígh na gorta sin thig na
ndiaigh; óir biáidh sé ro throm.
32. Agus do thionn gur dúbluigheadh
a naisling do Pharao fá dhó; is uime
sin gur cinneadh an chúis lé Dia, agus
do bhéra a ccrích é go goirid.
33. A nois uime sin, fagadh Phá-
rao duine discréideach críonna, agus
cuireadh é ós cionn chríche na Hégipte.
34. Déanadh Pharao mar so, a-
gus orduigheadh sé oifigidh ós cionn na
críche, agus tógbhadh an cuigeadh cuid
do chrích na Hégipte, ann sna seacht mbli-
adhnaibh tóirrtheacha.
35. Agus cruinnigheadis uile bídh
na mbliadhan maith sin do thiocfas, a-
gus cuiredis arbhar a dtaisge fáoi
láimh Pharao, agus cumhdaigheadis bídh
ann sna caithreachaibh.
36. Agus biáidh an lón sin na stór
ag an talamh a noirchill seacht mbli-
adhan na gorta, noch bias a ttalamh
na Hégipte; ionnus nach ndiomillfidh an
talamh tríd an ngorta sin.
37. Agus do thaitin an ni sin ré
Pharao: agus ré na sheirbhiseachaibh
uile.
38. Agus a dubhairt Pharao re
na mhuintir, an féidir dhúinn duine ann
a bhfuil spiorad Dé mar é so dfa-
ghail?
39. Agus a dubhairt Pharao ré Ió-
seph

seph, do ċionn gur ṫaisbéin Dia so uile dhuitsi, ní bhfuil duine is discréidighe agus is críonna ná tú féin.

Psal. 105. 21. Gniomh. 7. 10.

40. * Biáidh tú ós cionn mo tighe, agus is réir do bhreithre biaidh riaghlúghadh mo dhaoine uile: ann mo ċaṫaoir ríogha amáin biaidh mé ní is mó ná tú.

41. Agus a dubhairt Pharao re Ioseph; féuch do ċuir mé ós cionn críche na hEgipte uile thú.

42. Agus do bhean Pharao a fáinne dá láimh, agus do ċuir sé ar láimh Ioseph é, agus do ċuir sé culaidh síoda uime, agus do ċuir slabhra óir fa na bhrághaid.

43. Agus tug ar dul ar marcuigheacht san dara carbad do bhí aige: agus do fúagradar roimhe, fillidh bhar nglún: agus do rinne sé úachdarán de ós cionn críche na hEgipte uile.

44. Agus a dubhairt Pharao re Ioseph: is misi Pharao, agus gan tusa ní tóigeobhaidh aonduine a lámh ná a ċos súas a ttalamh na hEgipte uile.

45. Agus do ghoir Pharao mar ainm do Ioseph Saphnat-Phaaneah, agus tug sé mar mhnaoi dhó Asenat inghean Photipherah sagart On: agus do ċuáidh Ioseph amach ar feadh críche na hEgipte uile.

46. Agus do bhí Ioseph tríochad bliadhan d'aois a nuáir do sheas sé a lathair Pharao Righ na hEgipte: agus do ċuáidh Ioseph amach as fiadhnuisi Pharao, agus do ċuáidh ar feadh críche na hEgipte.

47. Agus ann sna seacht mbliadhnaibh torthacha tug an talamh toradh úadh na dornánaibh.

48. Agus do ċruinnigh seision súas beatha na seacht mbliadhan noch do bhí a ttalamh na hEgipte, agus do ċuir an bheatha a ttaisgidh ann sna caithreachaibh, toradh na bhfearann do bhí gach aontaoibh fá gcuáirt gach aonċaithreach do ċuir sé a ttaisgidh innte féin é.

49. Agus do ċruinnigh Ioseph arbhar mar ghainimh na fairrge, rómhórán, nó go ndeachaidh sé ó ċomháireamh, óir níor bhféidir a áireamh.

50. Agus rugadh * dias mac do Ioseph sul tangadar bliadhna na gorta, noch rug Asenat inghean Photiphera, sagart On, dó. * Caib. 46. 20. & 48. 5.

51. Agus tug Ioseph * Manasseh d'ainm ar an cceudghin; óir do ṫug Dia orum, ar sé, mo uile ṡaothar, agus tigh m'athar uile do dhearmad. * i. Dearmad.

52. Agus tug sé * Ephraim d'ainm ar an dara fear: óir do rinne Dia siolmhar mé a ttalamh mo bhuaidhridh. * Siolmhur.

53. Agus do críochnuigheadh na seacht mbliadhna torthacha do bhí a ttalamh na hEgipte.

54. * Agus do ṫosuigheadar seacht mbliadhna na gorta teacht mar a dubhairt Ioseph; agus do bhí an gorta ann gach uile tír, acht do bhí arán a ttalamh na hEgipte uile. * Psal. 105. 16.

55. Agus a nuáir do bhí gorta a gcrích na hEgipte do éigmheadar na daoine ar Pharao diarraidh aráin air: agus a dubhairt Pharao ris na hEgiptibh uile: imthighidh d'ionnsuighe Ioseph, déunaidh an ní a dearа sé ribh.

56. Agus do bhí an gorta ar aghaidh na talman uile, agus do ḟoscuil Ioseph tighthe an stóruis uile, agus do reac ris na hEgiptibh: agus do ḟás an gorta go trom a gcrích na hEgipte.

57. Agus táinig a nuile tír go Ioseph don Egipt do ċeannach arbha, do ċionn go raibh an gorta comhtrom sin ann gach entír.

## CAIB. 42.



Nuáir do ċonnairc * Iacob go raibh arbhar sa nEgipt, a dubhairt Iacob re na ċloinn; créud fa bhfuilti ag féchain ar a chéile. * Gniomh. 7. 12.

2. Agus a dubhairt seision, féuch do ċuala mé go bhfuil arbhar sa nEgipt: éirgidh síos ann sin, agus ceannaidh dúinn

dhúinn as sin iomus go mairfem, agus
nach bfuighem bás.
3. Agus do chuadar deichnemhar
derbhráthar Ioseph síos do Négipt do
cheannach arba.
4. Ach níor chuir Iacob Beniamin,
derbhráthair Ioseph, le na derbhráithribh;
óir a dubhairt sé, ar egla go nimeochadh
tubhaisde air.
5. Agus tangadur mic Israel do
cheannach arba a measc na ndaoine
tainic: óir do bhí an gorta a ttír
Chánaain.
6. Agus dob é Ioseph dob uachta-
rán ós cionn na tíre uile, agus is
eision do recadh ré daoinibh na tíre
uile: agus tangadar derbhráithre
Ioseph, agus do umhluigheadur iad féin
síos dá lathair lé na naghthaibh go talamh.
7. Agus do chonairc Ioseph a
derbhráithre, agus do aithin iad, ach
do chonaim é féin uatha, agus do la-
bhair go garbh riu: agus a dubhairt riu,
cáit as a ttangabhairsi? Agus a du-
bhradarsan, as tír Chánaain, do
cheannach bídh.
8. Agus do aithin Ioseph a derbh-
ráithre, agus níor aithnigheadursan
eision.
9. Agus do * chuimhnigh Ioseph air a
naisling do chonnairc sé na ttimcheallsan,
agus do ráidh riu, is luchd brátha sibh,
tangabhair dfhéchain ldaingnech na tíre.
10. Agus a dubhradursan ris,
ní headh a thighearna, ach do cheannach bídh
tangadar do serbhisigh.
11. Is clann aonathar sinn uile: is
daoine firinneacha sinn, ní luchd brátha do
serbhisigh.
12. Agus a dubhairt seision riu,
ní headh acht is dféchain ldaingnech na
tíre tangabhair.
13. Agus a dubhradarsan, atáid
do sherbhisigh dá fhear dhéag do derbh-
ráithribh, mic aonduine amháin a ttír
Chánaain; agus féuch, atá an mac
as óige a bfochair ar nathar, agus
aon mac nach bfuil.
14. Agus a dubhairt Ioseph riu, sé
sin an ní do labhair mé ribh, dá rádh, is
luchd brátha sibh.

* Caib. 37. 5.

15. Is mar so dearbhochar sibh: dar
anum Pháraó, ní rachtaoi amach as
so, muna ttí bhur ndearbhrathair as óige
annso.
16. Cuiridh duine agaibh ar siubhal,
agus tugadh sé bhur ndearbhrathair leis,
agus coimheochtar sibhsi a bpriosún
nó go ndearbhtar bhur mbriathra, an
bfuil firinne ionnaibh: nó dar anum Phá-
raó, go dearbhtha is luchd brátha sibh.
17. Agus do chuir sé iad uile a
bpriosún go ceann trí lá.
18. Agus a dubhairt Ioseph riu an
treas lá, déanaidh mar so, agus mairidh:
óir atá egla Dé orum.
19. Más daoine firinneacha sibh,
fágbhadh aon dá bhur ndearbhráithribh
a ttigh bhur bpriosúin: imthighidhse,
beiridh arbhar lib ar son gorta bhur
ttighte.
20. Ach tugaidh bhur * ndearbhrathair
as óige chugamsa, mar sin fíorfuighear
bhur mbriathra, agus ní bfuighti bás:
agus do rinnedur amhlaidh sin.
21. Agus a dubhradur eatorra féin,
atámaoid go deimhin cionntach a ttaobh
ar ndearbhrathar, do bhrigh go bfacamar
doilghios a anma a nuair do guidh sé
sinn, agus nar éisdemar ris; is
uime sin táinig an mhuirse orainn.
22. Agus do freagair Reuben iad,
dá rádh, * nach ar labhair misi ribh, dá
rádh, ná peacaighidh a naghaidh an lei-
nimh, agus níor éisdebhair rium? ar a
naobharsin féuchaidh mar an cceadna,
atá a fhuil dá leanmhuin orraibh.
23. Agus ní raibh a fios aca gur
thuig Ioseph iad; óir is lé fear edir-
mhinighthe do labhair sé riu.
24. Agus do iompoigh a chúl riu,
agus do ghuil sé; agus do fhill orra
a ris, agus do bhí ag comhrádh riu, a-
gus rug sé Simeon uatha, agus do
cheangail é as coinne a súl.
25. Ann sin do aithin Ioseph a saic
do líonadh, agus cuid airgid gach nduine
aca do chur na sac féin, agus lón
do thabhairt dóibh chum na slighedh; agus
is marso do rinne sé riu.
26. Agus do ualaigheadur a nas-

* Caib. 43. 5.

* Caib. 37. 21.

ſail leis a nárbar, agus do imṫiġe-
dur as sin.
27. Agus a nuáir do osgail fear
aca a ſac do ṫabhairt próantaiġ dá as-
ſal sa tiġ ósda, do ċonnairc sé a
ċuid airgid: óir féuch do bí sé a mbéul
a ſaic.
28. Agus a dubhairt sé re na ḋearb-
ráiṫrib, do haisigeaḋ mo ċuid
airgid; agus féuċ atá sé ann mo ſac:
agus do lagaiḋ sin a ccroidhe, agus
do bí eagla orra, dá ráḋ eatorra
féin, créad an ni si do riñe Dia rinn?
29. Agus tangadar go Iácob a
naṫair go tír Chánaain, agus do inniseadur dó gach ni dá ttárla dóib, dá
ráḋ:
30. An té is tigearna ar an tír,
do labhair sé go garb rinn, agus do
ġlac sinn mar luċt braṫa ar an dtír.
31. Agus a dubhramairne ris: is
dáoine firinneċa sinn, ni luċt braṫa sinn.
32. Atámaóid dá fear déag do
ḋearbráiṫrib, mic ar naṫar, atá aon
mac nach bfuil, agus atá an mac is
óige san ló a niuġ a bfocair ar naṫar
a ttír Chánaain.
33. Agus an tóglach, tigearna
na tíre, a dubhairt sé rinn, as mar so
aiṫeónus mé gur dáoine firinneċa sibh:
fágbaiḋ aon dá bur ndearbráiṫribh
agamsa annso, agus beiriḋ beaṫa lib
ar son gorta bur tteaġlaiġ, agus bíḋi
ag imṫeaċt.
34. Agus tugaiḋ bur ndearbrá-
ṫair is óige ċugam sa: annsin aiṫeónus
mé nach luċt braṫa sib, acht gur dáoine
firinneċa sib: mar sin do béura mé
bur ndearbraṫair dib, agus do ġeabhtaoi
ceannaiġeaċt sa tír.
35. Agus tárla a nuáir do fol-
mhuiġeadur a saic, go raib ceanglaċán
airgid gach fhir ann a ſac féin: a-
gus a nuáir do ċoncadar féin, agus
a naṫair na ceanglaċáin airgid, do bhí
eagla orra.
36. Agus a dubhairt Iácob a naṫair
riu, do ḃeanabhair mo ċlann díom, ni bfuil
Ióseph ann, agus ni bfuil Simeon, a-
gus béurṫaoi Beniamin uáim: atáid na
neiṫe si uile am aġaiḋ.
37. Agus dubhairt Reuben re na a-
ṫair dá ráḋ, marb mo ḋías macsa,
muna ttuga mé ċugad é: tabhair am
láimsi é, agus do béura mé ċugad a
ris é.
38. Agus a dubhairt seision, ni
raċa mo macsa lib síos: óir déug a
ḋearbraṫair, agus do fágbaḋ eision na
áonar; má ḃeanann tubaisde dó sa tsliġe
ann a raċtaóisi, ann sin béurṫaoi mo
ġruag liaṫsa maille re dóbrón
ċum na huáiġe.

## CAIB. 43.



Agus do bí an ġorta go ro
mór sa tír.
2. Agus tárla a nuáir
a dúadar an tarbar,
noch tugadur as a Né-
gipt, go ndubhairt a naṫair riu, éirgiḋ
ceannaiġiḋ dúinn beagán bíḋ.
3. Agus do labhair Iúdah ris, ag
ráḋ, do ḋearb an tóglaċ dúinn, ag ráḋ,
ni faicfiḋe mo ġnúis * muna ttuctaoi *Caib.42.20.
bur ndearbraṫair lib.
4. Má ċuirir ṫú ar ndearbraṫair
linn, raċam síos agus ceinneocam beaṫa
duit.
5. Acht muna ccuire tú linn é, ni
raċam síos: óir a dubhairt an tóglach
rinn, ni faicfiḋe mo ġnúis, muna raibh
bur ndearbraṫair lib.
6. Agus a dubhairt Israel, créd
as a ndearnabhair an tolc so oram, gur
insebhair do nóglach go raib dearb-
ráṫair eile agaiḃ?
7. Agus a dubradursan, do fiaf-
ruiġ an tóglaċ go cruáidóċ dínn,
ar staid, agus ar gcinéul, ag ráḋ,
an bfuil bur naṫair beó fós? an bfuil
dearbraṫair eile agaiḃ? agus do innis-
mne dó réir briġe na mbriaṫarsa:
nar bféidir dúinn a ḋeimhfios do beiṫ
againn, go naibeóraḋ sé, tugaidh bur
ndearbraṫair lib.

8. Agus a dubhairt Iúdah re hIsrael, a athair cuir an lenamh liomsa, agus éireóchum, ionnus go mbiam beó, agus nach ségfam, sinn féin, agus tusa, agus ar nós óg.

9. Biaidh misi a nurrudhas ort air; as mo láimsi iarrfas tú é; * muna ttuga mé chugad é, agus a chur as do choimhe, ann sin bíodh aithbhear go brách orum. * Caib. 44. 32.

10. Oir muna ndearnamaóis fadhdáil, is dearbh go mbemís a nois air ar nais an dara huáir.

11. Agus a dubhairt Israel a nathair riu, más éigion a beith mar sin a nois; déanuidh so; beiridh lib na tórrtha is fearr sa tír ann bhur soithighibh, agus beiridh síos chum a nóglaoich tiodhlacadh, beagán balma, agus beagán mela, spiosra, agus miorr, cnó agus almoinne.

12. Agus beiridh airgead dúbalta ann bhur láimh, agus an tairgead tugadh lib arís a mbéulaibh bhur sac beiridh lib arís ann bhur láimh é; do béidir gur mairbhearna é.

13. Beiridh lib mar an gcéadna bhur ndearbhrathair: éirgidh, agus imthighidh a rís gus a nóglach.

14. Agus Dia uile chumachdach do thabhairt grás dibh a lathair a nóglaoich, ionnus go ccuirfidh sé lib bhur ndearbhrathair eile, agus Beniamin: má chaillimsi mo chlann, do chaill mé mé féin.

15. Agus do ghlacadur na fir na tiodhlaicthe, agus do ghlacadar airgead dúbalata na láimh, agus Beniamin; agus do éirgheadur suas, agus do chuadar síos do nÉgipt, agus tangadur a lathair Iósepth.

16. Agus a nuáir do chonnairc Ióseph Beniamin aca, a dubhairt sé re feadhmanach a thighe, tabhair iad so dom thigh, agus marbh agus ullmhuigh feóil; óir is agamsa iosaid so san meadhon laói a mugh.

17. Agus do rinne an tóglach mar a dubhairt Ióseph ris: agus tug an tóglach na daóine a stech go tigh Ióseph.

18. Agus do bhí eagla air na daóinibh do chionn mar tugadh a stech go tigh Ióseph iad: agus a dubhradur, is ar son a nairgid do filleadh ann ar sacuibh an chéad uáir, tugadh a stech sinn, go madh féidir ris cuis diarruidh air nairdibh, agus luidhe oruinn, agus ar nglacadh mar dhaóinibh dáora agus ar nassail.

19. Agus tangadur a bfogus do fheadhmanach tighe Ióseph, agus do labhradur ris ag dorus an tighe.

20. Agus dubhradur ris, ó a chara * tangamar a nuas go deimhin an chéad uáir, do cheannach bídh. * Caib. 42. 3

21. Agus tárla dhúinn a nuáir tangamar don tigh ósta, gur osglamar ar saic, agus féuch go raibh airgead gach aondhuine againn a mbéul a shaic, ar nairgead a ccomthrom iomlán: agus tugamar linn a rís é nar láimh.

22. Agus tugamar airgead eile linn nar láimh do cheannach bídh: ni feas dúinn cia chuir ar nairgead ann ar sacuibh.

23. Agus a dubhairt seision, síothchain maille ribh: ná bíodh eagla oruibh; bhur nDia, agus Dia bhur nathar tug ionnmhus dibh ann bhur sacuibh; do bhí bhur monnmhus agamsa: agus tug sé Simeoin amach chuca.

24. Agus tug an tóglach na daóine a stech go tigh Ióseph, agus tug * uisge dhóibh, agus do nigheadur a ccossa, agus tug biadh dá nassalaibh. * Caib. 18. 4. & 24. 32.

25. Agus do rinneadur na tiodhlaicthe réidh a ccoinne Ióseph do theacht san meadhon laói: óir do chualadur go niosaidís arán ann sin.

26. Agus a nuáir tháinig Ióseph dá thigh tugadur chuige na tiodhlaicthe do bhí ann a láimh don tigh, agus do chlaonadur iad féin go talamh dó.

27. Agus do fhiafruigh sé díobh an rabhas go maith aca, agus a dubhairt sé, an bhfuil bhur nathair go maith? an sendhuine air ar labhrabhair, an bhfuil sé beó fós.

28. Agus do freagradarsan, atá do searbhiseach ar nathair a sláinte

ṁaiṫ, atá sé beó fós: agus do ċromadar síos a gceann, agus do rinneadar umhla.

29. Agus do tóg seision a ṡúile agus do ċonnairc a dhearbhráṫair Beniamin mac a ṁaṫar, agus a dubhairt, an é so bhur ndearbhráṫair as óige ar ar labhrabhair rium? agus a dubhairt sé, go raibh Dia grásamhuil dhuit a ṁic.

30. Agus do rinne Ióseph deiṫneas, óir do bhí a ċroidhe ag lúṫ re na dhearbhráṫair; agus do iarr áit a ngulfiodh, agus do ċuaidh a steaċ dá ṡeómra, agus do ġuil ann sin.

31. Agus do ionnail a aġaidh, agus do ċuaidh amach, agus do ċonnaimh air féin, agus a dubhairt, cuiridh arán ann so.

32. Agus do ċuireadar ní rompa, dhósan leis féin, agus dóibhsion leó féin, agus do na Hégiptib a duáiġ na foċair, leó féin, do ċionn nar bhféidir do na Hégiptib arán diṫe leis na Hebhruidhib; óir is morġráin sin ag na Hégiptib.

33. Agus do ṡuiġeadar ar a ċoinne an tí fá sine do réir a ċeirt-beirte, agus an té dob óige do réir a ógántais, agus do bhí iongnadh ag na daoinibh ann a ċéile.

34. Agus do ġlac seision, agus do ċuir miasa bídh ċuca óna bhord féin: giodheadh fá mó oirċeas Bheniamin ċuig uáire ná cuid áoinduine acasan: agus do ibheadar, agus do bhádur subhach aige.

---

## CAIB. 44.

Agus do aiṫin sé do ṗheadhmantac a tiġe, ag rádh, líon saic na muinntire sin d'arbhar, oireadh is féadfuid do ḃreiṫ leó, agus cuir airgead gach aoinduine aca a mbéul a ṡaic féin.

2. Agus cuir mo ċupánsa, an cupán airgid, a mbéul ṡaic an tí as óige, agus airgead a arbha: agus do rinne sé do réir a ḟocail a dubhairt Ióseph ris.

3. Agus comhluaṫ as do éirġe an lá, do cuireadh na daoine ar siubhal, iad féin agus a nasail.

4. Agus a nuáir do ċuadar amaċ as an gcaṫruiġ, agus naċ dteaċadur a bhfad fós, a dubhairt Ióseph re na ṗheadhmantaċ, éiriġ suás, lean a ndiaiġ na muinntire úd, agus a nuáir ḃéurus tú orra, abair riu, créd fá ndearnabhair olc a naġaidh maiṫeasa.

5. Nach é so an cupán as a nibionn mo ṫiġearna deoch, agus go deimhin lé ndéanann sé tairrngire: is olc do rinnebhair sin a dhéanamh.

6. Agus do rug sé orra, agus do labhair sé riu na briaṫra céadna.

7. Agus a dubhradur san ris, créd fá labhair mo ṫiġearna na briaṫrasa? nar léigidh Dia go ndéindis do ṡearbhfoghantuiġ do réir an neiṫesi.

8. Féuch an tairgead fuaramar a mbéulaibh ar saċ, tugamar ċugadsa a nais a ris as tír Chánaan: éxionnus mar sin do ġoidfemís as tiġ do ṫiġearnasa ór nó airgead?

9. Gidh bé ar bith dod ṡearbhfoghantaibh agá bhfuiġṫear é, cuirṫear eision ċum báis, agus bimídne mar an gcéadna ar sclábhuidhib ag mo ṫiġearna.

10. Agus a dubhairt seision, a nois [illegible] biaidh sé réir do bhriaṫarsa: gidh bé gá bhfuiġṫear é, biaidh na searbhfoghantach agamsa, agus beiṫise neimhċiontach.

11. Ann sin do leagadur a nuas gach fear aca a ṡac féin, go luaṫ go talamh, agus do osgail gach aoinduine a ṡac.

12. Agus do sírion seision, agus do tosuiġ ris an tí fá sine, agus do ċríoċnuiġ ag an tí dob óige, agus do friṫ an cupán a saċ Bheniamin.

13. Ann sin do reabadur a néadach, agus do ċuir gach aoinduine a ṡac suas ar a asal, agus do filleadur don caṫruiġ.

14. Agus

14. Agus táinig Iudah, agus a dhearbhráithre dhum Ioseph (óir do bhí sé ann fós) agus do léigeadur iad féin ar a talamh na fhiadhnuisi.

15. Agus a dubhairt Ioseph riu, créd an gníomhso do rinnebhar? nach bhfuil a fhios agaibh go bhféadann duine mar misi fáidheadóireacht do dhéanamh.

16. Agus a dubhairt Iudah, créad a dhéanam rem thighearna? créad láibheóram? nó cionnus glanfam sinn féin? do foillsigh Dia locht do sherbhíseach: féuch, is serbhísigh dar ttighearna sinne araon, agus an té ag ar fríth an cupán.

17. Agus a dubhairt seision, nár léige Dia go ndéanainn sin; ach an té ar a bhfríth an cupán na láimh biáidh sé na sherbhíseach agam; agus ar bhur sonsa éirgidh romhaibh suas go síothchánta a cceann bhur nathar.

18. Ann sin táinic Iudah a bhfogus dósan, agus a dubhairt sé, oh a thighearna, guidhim thú léig dot sherbhíseach focal do labhairt a néisteacht mo thighearna, agus ná lasadh thfearg a naghaidh do sherbhísigh: óir is ionann thú agus Pharao.

19. Do fhiafraigh mo thighearna dá sherbhíseachaibh, ag rádh, an bhfuil athair nó dearbhráthair agaibh?

20. Agus a dubhramairne rem thighearna, atá athair againn, seanduine, agus leanamh rugadh dó na aois foirfe, leanamh beag: agus fuair a dhearbhráthair bás, agus do fágbhadh é féin na aonar óna mháthair, agus atá grádh agá athair air.

21. Agus a dubhairt tusa red sherbhíseachaibh, tugaidh chugamsa a nuas é, ar chor go bhfaicfidh mé é dom shúilibh.

22. Agus a dubhramairne rem thighearna ní fhéadann an leanamh a athair dfágbháil, óir dá bhfágbhadh sé a athair do gheabhadh athair bás.

23. Agus a dubhairt tusa red sherbhíseachaibh, * muna tti bhur ndearbhráthair bus óige libh a nuas, ní faicfidhe mo ghnúis níos mó. * Caib. 43. 3.

24. Agus tárla a nuair do chuamairne suas a gcionn ar nathar, do sherbhíseach, gur innseamar briathra mo thighearna dó.

25. Agus a dubhairt ar nathair, éirgidh a rís, agus ceannaigh dúinn beagán lóin.

26. Agus a dubhramairne, ní fhéadmaoidne dul síos: má thig ar ndearbhráthair is óige linn, ann sin rachum síos; óir ní fhéadmaoid aghaidh a nóglaoich dfaicsin, muna raibh ar ndearbhráthair is óige linn.

27. Agus a dubhairt do sherbhíseach, m'athair, rinn; atá a fhios agaibh go rug mo bhean dias mac dam.

28. Agus do chuaidh duine aca amach uaim, agus a dubhairt mé, is deimhin go ndearnadh * greamanna de; agus ní faca mé ó sin é. * Caib. 37. 33.

29. Agus má bheirtaoi so uaim, agus go niméochadh tubaisde air, do bhéartaoi mo ghruag liath maille ré doilgheas síos chum na huáighe.

30. A nois thrime sin a nuair thiocfas mise mar a bhfuil do sherbhíseach m'athair, agus nach bia an leanamh linn, ó atá a anamsan ceangailte a nanam an leinimh:

31. Tiocfaidh as sin a nuair do chífe sé nach biáidh an leanamh linn go bhfuighe sé bás: agus do bhéuraidh do sherbhísigh gruag liath ar nathar maille ré doilgheas síos chum na huáighe.

32. Óir do chuaidh do sherbhíseach a nurrudhas air an leanamh dom athair, ag rádh, muna ttugadh mé chugad é, * biáidh aithbheir go bráth ag m'athair orumsa. * Caib. 43. 9.

33. A nois ar an adhbhar sin, guidhim thú, comhnuigh do sherbhíseach a náit an leinimh na sclábhuidhe ag mo thighearna, agus léigthear don leanamh dul suas lé na dhearbhráithribh.

34. Óir cionnus rachus mise suas go nuige m'athair, agus gan an leanamh liom? deagla go tteigeómadh go bhfaicfinn an dochar do thiocfadh ar m'athair.

## CAIB. 45.

AN sin níor ḟéad Ióseph é
féin do ċongṁáil a laṫair
ar ḟes na ḟoċair: agus do
éiġ sé ag rád, cuiridh gach
duine amaċ uáim, agus níor ḟan
duine na ḟoċair, an feadh do bí Ióseph
ag léigen a aiṫne ċum a dearbhraiṫ-
reach.
2. Agus do ġuil sé ós áird, a-
gus do ċualadur na Hégiptiġ, agus
tiġ Pharao é.
3. Agus a dubhairt Ióseph re na
dearbhráiṫribh; * as misi Ióseph, an
bfuil máṫair beó fós? agus níor ḟéada-
dur a dearbhráiṫre freagra do ṫabhairt
air, óir do bí buáidhreadh orra tré beiṫ
na laṫair.
4. Agus a dubhairt Ióseph re na
dearbhráiṫribh, druidiġ riom, iarruim mar
aṫċuinġim oruibh; agus do druideadar
leis, agus a dubhairt seision, is misi
Ióseph bur ndearbhraṫair, noċ do recabhair
do Négipt.
5. A noise uime sin ná bíodh doil-
ġíos oruibh nó fearg aguibh ribh féin fa mi-
si do reic anso: óir isé Dia do ċuir
misi romhuibh do ċumdach [bur] mbeaṫa.
6. Oir as dá bliadhain atá an
gorta sa tír, agus atáid fós cúig
bliadna gan treabhadh, an naċ bia treabhadh
ná fogmar.
7. Agus do ċuir Dia misi romhuibhsi
do ċoiṁéud sleaċta dhíbh san talaṁ, a-
gus do ċoiṁéud bur mbeaṫa re tárr-
ṫáil mhóir.
8. Mar sin anois naċ sibhsi do
ċuir uaibh mé, aċ Dia, agus do rinne
sé aṫair díomsa do Pharao, agus
tiġearna ós cionn a ṫighe uile, 7 uach-
tarán ar fad ċríċe na Hégipte uile.
9. Déanuidhsi deifir, agus éiriġiḋ
suas ċum máṫar, agus abruidh ris;
is mar so a deir do ṁac Ióseph; do
rinne Dia tiġearna díomsa ós cionn na
Hégipte uile, tárr a nuas ċugamsa,
na déana maill.

10. Agus áitreoċuidh tú a bfear-
ann Gosen, agus biáidh tú láim riom-
sa, tú féin agus do ċlann, agus clann
do ċloinne, agus do ċaoirċa agus hel-
bhadha, agus gach uile ni bus leat.
11. Agus oilfe mé tú ann sin (óir
atá fós cúig bliadhna gorta ann)
deagla go ttiucfá féin agus do mhuin-
tir agus a nuile ni bhéanas riot ċum
boċtaine.
12. Agus féaċuidh do ċíd bur súile,
agus súile mo dearbhraṫar Beniamin,
gurob é mo béul atá ag labhairt ribh.
13. Agus innéosṫaoí dom aṫair
méid mo ġlóire sa Négipt, agus gaċ
einni dá bfacabhair: agus déanuidh deif-
bir, agus tugaidh máṫair a nuas anso.
14. Agus do luidh sé ar muineul
a dearbhraṫar Beniamin, agus do ġuil
sé, agus do ġuil Beniamin ar a
ṁuineul san.
15. Os a cionn sin fós do póg sé
a dearbhráiṫre uile, agus do ġuil or-
ra: agus na diáiġ sin do ċomráidhea-
dar a dearbhráiṫre ris.
16. Agus do ċlos a ṫuarusgbháil
sin a ttiġ Pharao, ag rád, tanga-
dar dearbhráiṫre Ióseph: agus do
ṫaiṫin sin go mór re Pharao, agus
re na searbhfoġantuibh.
17. Agus a dubhairt Pharao re
Ióseph, abair red dearbhráiṫribh déanuidh
so: ualuiġe bur nainmintiġe, agus
imṫiġiḋ suas go tír Chánaain.
18. Agus tugaidh libh bur naṫair,
agus bur muinntir, agus tigiḋ ċugam-
sa: agus do béura mé díbh maiṫeas
ċríċe na Hégipte, agus do ġeabhṫaoi
re iṫe do mhéthas na tíre.
19. Anois fuáir tú fuagra,
déanuidh mar so: beiridh libh carbuid as
crić na Hégipte ar cenn bur náois óg,
agus ar cenn bur mban, agus tugaidh
bur naṫair libh, agus tigidh;
Mar an gcédna ná cuiridh suim an
bur náirnéis tiġe, óir maiṫeas ċríċe
na Hégipte uile is libhsi é.
21. Agus do rinneadur clann Israel
mar sin, agus tug Ióseph carbuid
dóibh do réir aiṫne Pharao, agus



* Gníomh. 7. 13.

tug lón dóibh chum na slighedh.
22. Dá gach áon aca fa leith tug
sé aitherrach culaidh: achd do Bhenia-
min tug sé trí céad piosa airgid, a-
gus cúig culaidhéadaigh.
23. Agus do chuir sé chum a athar
ar an modh so; deich nasail ag iomchur
neitheadh maith na hEgipte, agus deich
nasail baineanna ag iomchur arba,
agus aráin agus bídh dá athair chum
na slighedh.
24. Mar sin do chuir sé a dhearbh-
ráithre ar siubal, agus do imtheigh-
dar agus a dubhairt sé riu, coimhéadaigh
nach brisse sibh amach ré chéile ar a
tslighe.
25. Agus do chuadar suas as a
Negipt, agus tangadar go tír Chá-
naan go Iácob a nathair.
26. Agus do innisedar dó ag rádh,
atá Ioseph beó fós, agus isé is
uachdarán ós cionn chríche na hEgipte
uile. Agus do lagadh croidhe Iácob:
óir níor chreid sé iad.
27. Agus do innisedar dó briathra
Ioseph uile noch do labhair sé riu: agus
a nuáir do chonnairc sé na carbaid do
chuir Ioseph dá iomchar, do aithbheóaigh
spiorad Iácob a nathar.
28. Agus a dubhairt Israel; is
lór sin, atá mo mhac Ioseph beó fós,
rachaidh mé, agus do chífe mé é sul
éugfad.

## CAIB. 46.

Agus do ghluáis Israel ma-
ille ris a nuile ni dá raibh
aige, agus táinic go
Beersheba, agus do rinne
iodhbarta do Dhia a athar
Isaac.
2. Agus do labhair Dia re hIsrael
a ttaibhse na hoidhche, agus do ráidh,
a Iácob, a Iácob: agus a dubhairt seis-
ion, atáim annso.
3. Agus a dubhairt sé, is misi
Dia, Dia hathar: ná bíodh eagla ort
dul síos do Negipt: óir do dhéana
misi ann sin dhiot cineadh mór.
4. Racha mé leat síos do Negipt,
agus do bheura mé go deimhin mar an
gcéadna a níos a ris thú: agus cuirfidh
Ioseph a lámh ar do shúilibh.
5. Agus do éirigh Iácob suás ó
Bheersheba, agus do iomchradar mic
Israel a nathair Iácob, agus a náoid-
ióga, agus a mná, ann sna carbadaibh
chuir Pháraó dá iomchur.
6. Agus rugadar leó a náirnéis,
agus a maitheas, noch fuaradar a ttír
Chánaan, agus tangadar do Negipt
* Iácob agus a shliocht uile leis. * Jos. 24. 4. Psal. 105. 23. Isa. 52. 4.
7. A mhic, agus mic a mhac maille
ris, agus a inghena, agus inghena a
mhac, agus a shliocht uile tug sé leis
do Negipt iad.
8. Agus * a siad so anmanna chloinne * Exod. 1. 1. & 6. 14.
Israel noch do táinic do Negipt, Iá-
cob agus a mhic: * Reuben céadghin Iá- * Uibhr. 26. 5. 1 Chron. 5. 1.
cob.
9. Agus mic Reuben, Hanoch, a-
gus Phallu, agus Hesron, agus
Carmi.
10. * Agus mic Shimeoin, Iemuel, * Exod. 6. 15. 1 Chron. 4. 24.
agus Iamin, agus Ohad, agus Ia-
chin, agus Sohar, agus Saul mac
mná Cananitigh.
11. Agus mic * Lébi, Gerson, a- * 1 Chron. 6. 1.
gus Cohat, agus Merari.
12. Agus mic * Iúdah, Er, agus * 1 Chron. 2. 3. & 4. 21. Caib. 38. 3.
Onan, agus Sélah, agus Phárez,
agus Zárah: achd fuáir Er, agus O-
nan bás a ttír Chánaan, agus mic
Phárez dob iad Hesron, agus Há-
mul.
13. * Agus mic Isachar, Tóla, * 1 Chron. 7. 1.
agus Phúbah, agus Iób, agus Sim-
ron.
14. Agus mic Sebulun, Séred, a-
gus Elon, agus Iahleel.
15. Agus dob iad so mic Léah,
noch rug sí do Iácob a bPadan-Aram
maille re na hinghin Dinah: anmanna
a mhac, agus a inghen uile bá triúr
ar thríochad iad.

16. Agus

16. Agus mic Ghad, Siphion, a-
gus Hadgai, Suni, agus Esbon, Eri,
agus Arodi, agus Areli.
* 1 Chron. 7. 30. 17. * Agus mic Aser, Imnah, a-
gus Isuah, agus Isui, agus Beriah,
agus Serah a ndeirḃ siur: agus
mic Bheriah, Heber, agus Malchiel.
18. A siad so mic Silpah noċ
tug Laban da inġin Leah, agus rug si
iad so do Iacob, eadhon sé hanmanna
déug.
19. Mic Rachel, ben Iacob, Io-
seph, agus Beniamin.
20. Agus do rugadh a gcriċ na
Hégipte do Ioseph, Manasseh, agus
* Ca. 41. 50. Ephraim, noch rug * Asenat ingen
Photipherah sagart On dó.
* 1 Chro. 7. 6. & 8. 1. 21. * Agus mic Bheniamin,
Belah, agus Becher, agus As-
bel, Gera, agus Naaman, Ehi, agus
Ros, Muppim, agus Huppim, agus
Ard.
22. Asiad so mic Rachel, noċ
rugadh do Iacob, na hanmanna uile
bá a cethair déug iad.
23. Agus mic Dan, Hussim.
24. Agus mic Naphtali, Iasehel,
agus Guni, agus Ieser, agus Sil-
lem.
25. Asiadso mic Bhilhah, noċ
tug Laban dá ingin Rachel, agus
rug si iad so do Iacob, na hanmanna
uile bá móirseiser iad.
* Deu. 10. 22. 26. Na * hanmanna uile noċ ṫáinic
lé Iacob do Négipt, noċ ṫáinic a-
maċ as a ḟorórnuiḃ, taoḃ amuiġ do
ṁnáiḃ mac Iacob, bá tri fiċid iad
agus a sé.
27. Agus mic Ioseph rugadh dó
sa Négipt, bá dá anum iad: a nuile
anum do tiġ Iacob, noċ ṫáinic do
Négipt, ba tri fiċid, agus a deich
iad.
28. Agus do ċuir sé Iúdah roimhe
go Ioseph, do ṡeóluḋ a aiġṫe go
dírech go Gosen, agus tangadur
go tír Ghosen.
29. Agus do rinne Ioseph a ċar-
bad réiġ, agus do ċuaiḋ suas do
ṫeġmáil ar Israel a aṫar go Gosen,
agus do ṫaisbéin é féin dó, agus do
luiġ ar a ṁuinéul, agus do ġuil ar
a ṁuinéul tamall maiṫ.
30. Agus a dubhairt Israel ré Io-
seph, a nois faġaim bás ó ċo-
nnarc mé do ġnúis, do ċionn go bfuil
tú beó fós.
31. Agus a dubhairt Ioseph ré na
dearbhráiṫriḃ, agus ré tiġ a aṫar,
raċa mise suas, agus foillseoċad
do Pharao, agus a déara mé ris;
tangadur mo dearbhráiṫre agus tiġ
maṫar noċ do bi a ttír Chánaain, ċu-
gamsa:
12. Agus is aodhaireda ċaorach
iad, óir isé bá ceird dóiḃ áirnéis do
beṫuġadh, agus tugadur a ttréda
agus a sealba leó, agus a nuile ní dá
bfuil aca.
33. Agus teigeóṁuiġ a nuair
goirfes Pharao siḃsi, agus a déra
sé cred as ceird dáoiḃ.
34. Abruiġi do bi ceird do ser-
bisech beiṫ timċioll áirnéisi ó ar
nóige go ttí a nois, sinn féin araon
agus ar naiṫre, ionnus go náiṫreo-
ċtaoi a bferann Gosen: óir is gráin-
eamlas a nuile ṫréaduiġe ċaorach
ag na Hégiptiḃ.

## Caib. 47.



Nn sin ṫáinic Ioseph, a-
gus do innis do Pharao,
agus a dubhairt, tangadur
máṫair agus mo dearbhrái-
ṫre, agus a ttréda, agus
a nealbada, agus a bfuil aca as tír
Chánaain, agus féuch atáid siad
a bferann Gosen.
2. Agus rug leis cuig dá dearb-
raiṫriḃ eadhon cuigior diob, agus do
ṫaisbéin do Pharao iad.
3. Agus a dubhairt Pharao ré na
dearbhráiṫriḃ, cread as ceird dáoiḃ?
agus a dubhradursan ré Pharao,

áoḋġiġe cáorach do seirbisiġ, sinn féin aráon agus ar naithre mar an gcéadna.

4. A dubradursan fós re Phárao, is do ċomnuiġe san bferan do thangamar: óir ni bhfuil féur ag ad seirbiseċaib dá náirnéis, óir atá an gorta go trom a ttir Chánaan; a nois dá briġ sin iarrmaoid dáthċuinge ort, tabhair áitreabh dot seirbiseċaib a bferann Gosen.

5. Agus do labhair Phárao re Ióseph ag rádh, tangadur hathair agus do ḋearbhráithre ċugad.

6. Atá crioch na Hégipte ar do ċoiṁe: an sa ċuid is fearr don tir cuir hathair agus do ḋearbhráithre na gcomhnuiġe, áitreabhaidís a bferann Gosen: agus más aithne duit aonduine cumusach na measg, an sin déna uasarán díob ós cionn máirnéisi.

7. Agus tug Ióseph Iácob a athair a stech, agus do suiġiḋ é ar ċoiṁe Phárao, agus do bennuiġ Iácob Phárao.

8. Agus a dubhairt Phárao re Iácob, cá haóis tú?

9. Agus a dubhairt Iácob re Phárao, bliaḋna laéthe moilithre is céad agus triocad bliadan iad: fá tearc agus fá holc láethe bliaḋna mo bheatha, agus ni ráinic mé láethe bliaḋna beatha maithreach, a laethib a noilithresion.

10. Agus do bennuiġ Iácob Phárao, agus do ċuaiḋ sé amaċ as fiadhnuise Phárao.

11. Agus do áitiġ Ióseph a athair agus a ḋearbhráithre, agus tug sealbh dóib a ccríċ na Hégipte, san ċuid do bfearr don dúthaig, a bferann Rameses, mar do aithin Phárao ḋe.

12. Agus do oil Ióseph a athair agus a ḋearbhráithre, agus muinntir tiġe a athar uile lé harán do réir a muinntire.

13. Agus ni raib arán ar biṫ san tir uile, óir do bi an gorta ro trom, ionnus gur hanbfainneaḋ crioċ na Hégipte, agus tir Chánaan uile do briġ na gorta.

14. Agus do ċruinniġ Ióseph suas a nuile airgead fríth a ccríċ na Hégipte agus a ttir Chánaan ar son a narba do ċeannċadur, agus tug Ióseph an tairgead a steaċ go tiġ Phárao.

15. Agus an tan do ṫraoṫ an tairgead a ccríċ na Hégipte, agus a ttir Chánaan, tangadur na Hégiptiġ uile ċum Ióseph, agus a dubradur, tabhair dúinn arán; óir cred fá bfuiġemis bás ad fiadhnuisi? óir do imṫiġ an tairgead uáinn.

16. Agus a dubhairt Ióseph riu, tugaiḋ bur náirnéis uáib, agus do bhéura misi beatha ḋíb ar son bur náirnéisi, má ḋfaillig an tairgead oraib.

17. Agus tugadur a náirnéis go Ióseph, agus tug Ióseph arán dóib ar a neaċaib, agus ar a ttréudaib, agus ar áirnéis a nealbhan, agus ar a nassalaib, agus do beathaiḋ sé iad le harán ar son a náirnéisi uile ar feaḋ na bliaḋna sin.

18. A nuair do crioċnuiġeadh an bliaḋain sin, tangadur ċuige an dara bliaḋain, agus a dubradur ris, ni ċeilfiom ar mo tiġearna gur caiteaḋ ar gcuid airgid, fuair ar ttiġearna mar an gcéadna ar ttréuda áirnéise; níor fágbaḋ éinni againn a laṫair ar ttiġearna aċt ar gcuirp agus ar bferann.

19. Uime sin cred fá bfuiġemis bás a bfiadhnuisi do súl, sinn féin aráon agus ar bferann? ceannuiġ sinn féin agus ar bferann ar arán, agus biam féin agus ar bferann ar seirbiseċaib ag Phárao: agus tabhair siol dúinn ar ċor go mairfem, agus naċ bfuiġem bás, agus naċ bia an fearann na fásach.

20. Agus do ċeannuiġ Ióseph fearann na Hégipte uile do Phárao, óir do reacadar na Hégiptiġ gaċ snduine díob a fearann, do ċionn go rug an gorta buaiḋ orra: mar sin ṫáinic an fearann ċum Phárao.

21. Agus ar son na ndaóine, do áṫruiġ sé iad do na caiṫreaċaib ó ċeann bruáich na Hégipte, go nuige an ceann eile ḋi.

22. Amháin fearann na sagart níor ċeannuiġ sé é, óir do ḟuaradar na sagairt comroinn ó Pharao, agus a dúadur a ccomroinn noċ tug Pharao dóib; uime sin níor reacadur a bfearann.

23. Ann sin a dubhairt Ioseph ris an bpobal, féuchaidh do ċeannuiġ mé a niuġ sib féin agus bur bfearann do Pharao; féuchaidh ag sin síol agaibh, agus cuirfidhe an fearann.

24. Agus tiucfaidh a ccríċ ann sa mbirseċ, go ttiubhartaoi an cúigeadh cuid do Pharao, agus biaidh ceiṫre cuid agaibh féin, ċum síl a nfearainn, agus ċum bur mbeaṫa, agus do ṁuintir bur ttiġe, agus mar beaṫa dá bur leanbaibh?

25. Agus a dubradarsan, do ṡábháil tú ar mbeaṫa: fáġmaoid grása a radharc mo ṫiġearna, agus biamaoid ar searbhíseaċaib ag Pharao.

26. Agus do rinne Ioseph sin na dhliġeadh ar feadh ċríċe na Hégipte gus a niuġ, go bfuiġe Pharao an cúigeadh cuid, as amháin fearann na sagart, noċ naċ ráinic ċum Pharao.

27. Agus do bí Israel na ċomnuiġe a gcríċ na Hégipte a bfearann Gosen, agus do bádur selba dúṫaiġ aca ann sin, agus do ḟásadur, agus do líonadur go hiomadamhail.

28. Agus do ṁair Iacob a gcríċ na Hégipte seaċt mbliadhna déug: mar sin gur bí aois iomlán Iacob, ceud agus dá ḟiċeadh agus seaċt mbliadhna.

29. Agus do dhruid aimsir bháis Israel a ngar, agus do ġoir, sé a mhac Ioseph, agus a dubhairt sé ris: má ḟuáir mé anois grása ad radharc, iarruim mar aṫċuinge ort, * cuir do lámh fóim lasraiġ, agus dén go cineálta fírinneaċ riom; iarruim dhaṫċuinge ort, ná hadhlaic mé sa Négipt. *Caib. 24. 2.

30. Aċ luiġfid mé a bfoċair mo aiṫreaċ, agus beura tusa leat mé as a Négipt, agus adhlaic mé a náit a nadhlaicteasion; agus a dubhairt seision, do dhéna mé mar a dubhairt tú.

31. Agus a dubhairt seision, tabhair do mhionna dam; agus tug sé a mhionna dó: agus do ċlaon * Israel é féin ar ċeannadhairt na leaptha. *Eabhr. 11. 21.

---

## CAIB. 48.

Agus tárla a ndiaiġ na neiṫeannso, gur innis duine do Ioseph, féuċ atá haṫair tinn; agus rug sé leis a dhías mac, Manasseh agus Ephraim,

2. Agus do innis duine do Iacob, agus a dubhairt, féuċ, atá do mhac Ioseph ag teaċt ċugad: agus do neartuiġ Israel é féin, agus do ṡuiġ ar a leabaidh.

3. Agus a dubhairt Iacob re Ioseph, do foillsiġ Dia uile ċumaċtaċ é féin dam a * Luz a ttír Chánaain, agus do bheannuiġ sé mé. *Caib. 28. 13. & 35. 6.

4. Agus a dubhairt sé rium, féuċ do dhéna mé torrṫeaċ tú, agus méideoċaidh mé tú, agus do dhéna mé díot iomad daoine, agus do bheura mé an dúṫaidhsi dod ṡíol ad dhiaiġ mar ṡeilb ṡíorraidhe,

5. Agus a nois do * dhías mac, Ephráim agus Manasseh do rugadh dhuit a gcríċ na Hégipte sul ṫáinig misi ċugad do Négipt, is liomsa iad, mar Reuben agus Simeon is fá liomsa iad, *Caib. 41. 50. Jos. 13. 7.

6. Agus do ċlann noċ bheurṫar dhuit na ndiaiġ buḋ leat féin iad sin; agus goirfiġear iad do réir anma a ndearbraiṫreaċ ann a noiġreaċt.

7. Agus ar mo ṡonsa, a nuáir ṫáinig mé ó Phádan, fuair * Rachel bás agum a ttír Chánaain ann sa tsliġe, a núair naċ raib aċ beagán sliġeadh re teaċt go Hephrat: agus do adhlaic mé ann sin í, ar sliġe Ephrath, agus sé sin féin Betelem. *Caib. 35. 19.

8. Agus do ċonnairc Israel mic Ioseph, agus a dubhairt, cia hiad so?

9. Agus

9. Agus a dubhairt Ióseph re na aṫair, mo ṁicse iadso, noċ tug Dia ḋam annsa náitsi: agus a dubhairt seision, tabhair ċugam iad, iarruim ort, agus beannóċuiḋ mé iad.

10. (A nois do bádur súile Israel trom ó aóis, ionnus naċ raiḃ radharc aige) agus tug sé a ngar ḋó iad, agus do ṗóg sé iad, agus do ṫeann ris iad.

11. Agus a dubhairt Israel re Ióseph: niór ṡaoil misi go bfaicfinn do ġnúis go bráṫ, agus féuch tug Dia ḋam radharc fós ar do ṡíol.

12. Agus tug Ióseph amaċ ó idir a ḋá ġlún iad, agus do ċláon é féin gon a aġaiḋ ċum na talman.

13. Agus do ġlac Ióseph iad araon Ephraim ann a láiṁ ḋeis leaṫ re láiṁ ċlí Israel, agus Manasseh ann a láiṁ ċlé leaṫ re láiṁ ḋeis Israel, agus tug sé a bfogus ḋó iad.

.28.13.
: 6.
14. Agus do ṡín Israel a láṁ ḋeas amach, agus do ċuir ar ċeann Ephraim í, eadhon an mac budh óige, agus a láṁ ċlé ar ċeann Manasseh, ag treórughaḋ a láṁ go géarċúiseach; óir dob é Manasseh do rugaḋ ar ttús.

* Eabhr. 11. 2.
15. Agus do * ḃeannuiġ sé Ióseph, agus a dubhairt; Dia ós cuinne ar ṡiobhail mo aiṫreaċa Abraham agus Isaac, an Dia do ḃeaṫuiġ mé ar feaḋ mo ṡaoġail gus a niuġ,
31.50.
. 7.

16. An taingiol do ḟuasguil mé ó na uile olc, go mbeannuiġe sé na leinim; agus goirthear mainmsi orra, agus ainm maiṫreaċ Abraham agus Isaac: agus fásaidís na niomadamlas a meaḋon na talman.

17. Agus a nuáir do ċonnairc Ióseph gur ċuir a aṫair a láṁ ḋeas ar ċeann Ephraim, do ġoill sé air: agus do ċonnaiṁ súas láṁ a aṫar da háṫrughaḋ ó ċionn Ephraim ar ċionn Mhanasseh.

18. Agus a dubhairt Ióseph re na aṫair, ní mar sin a aṫair, óir is é so an mac as sine, cuir do láṁ ḋeas ar a ċeann.

19. Agus do ḋiult a aṫair, agus a dubhairt, atá a ḟios agam a ṁic, atá a ḟios agam, biáiḋ seision mar an gcéadna na phobal, agus biaiḋ sé fós mór, aċ go deiṁin budh mó a ḋearbhráṫair is óige ná é, agus fásfuiḋ a ṡíol na niomad cineaḋach.

20. Agus do ḃeannuiġ sé iad an lá sin, ag ráḋ; ionnadsa beannóċus Israel, ag ráḋ, go ndeárna Dia ṫusa mar Ephraim, agus mar Mhanasseh: agus do ċuir sé Ephraim roiṁe Mhanasseh.

21. Agus a dubhairt Israel re Ióseph, féuch atáimsi ag faġáil báis, ach biáiḋ Dia maille ribhsi, agus do béura sé a ris sibh go dúṫaiġ bur naiṫreach.

22. Tuilleaḋ eile, tug mé ḋuitsi cuid rona ós cionn do ḋearbhráiṫreach, noċ do ḃean mé amach as láiṁ a Namoritiġ leam ċloiḋeam, agus leam boġa.

---

## CAIB. 49.

Agus do ġoir Iácob ar a ṁacaiḃ, agus a dubhairt sé, cruinniġiḋ sibh féin a bfoċair a ċéile, nó go ninneosa mé ḋaóiḃ creud ṫeigeamhus ḋaóiḃ sna láeṫiḃ deiġionaċa.

2. Cruinniġiḋ sibh féin a bfoċair a ċéile, agus éisdiġ a ṁaca Iácob, agus tugaiḋ aire do Israel bur naṫair.

3. A Reuben is tú mo ċéidġin, mo ċumas agus tosach mo neirt, oirḋearcus dinghnite, agus oirḋearcus ċumasa.

4. Neaṁḟosuiġ mar uisge, ní raċuiḋ tú a ccumasa do bríġ go * ndeaċa tú súas a leabuiḋ hataṛ: ann sin do ṡaluiġ tú í, do ċuáiḋ sé suas am ċuil. * Ca. 35. 22. 1 Cro. 5. 1.

5. Simeon agus Lébi dearbhraiṫre iad, ionstruimentiġ fuilteasa ann a náiṫreabuiġ.

6. O manum, ná tárrsa na se-

chroidh: O monóir na bí a naontaigh
ré na gcruinniughadh; óir do marbha-
dur duine ann a bfeirg, agus ann a
nantoil féin do tochladur síos balla.

7. Go madh mallaighe a bfearg, óir
do bí sí nimneach; agus a ndibfeirg, óir
do bí sí fíoltech: roinnfidh me iad an Iá-
cob, agus scaoilfead ó chéile iad an
Israel.

8. A Iúdah, as tusa an té noch
molfaid do dhearbhraithre; biaidh do lámh
a muinéul do námhad; claonfaid
clann hathar síos ad láthair.

9. Is coilén leomhain Iúdah; ón chreich
do chuáidh tú súas, a mhic: do
chrom sé síos, do luigh sé mar leoman,
agus mar sheanleomhan; agus cia
dhúisgeochus súas é?

10. Ní deileochaidh an tslat Rioghá
ré Iúdah, nó fear tabhartha an dlighe
ó beith eidir a chosaibh, nó go ttiucfa
Siloh, agus is chuigesion bias cruin-
niughadh na ndaoine.

11. Ag ceangal a sheanraigh do
nfínghuirt, agus bromaigh a asail don
rogha fíneamhna; do nigh sé a éudach a
bfíon, ⁊ a culaidheacha a bfuil gráprighe.

12. Béidh a shúile dearg ó fíon, a-
gus a fiacla geal ó baine.

13. Aitreochaidh Sebulun a gcúan
na fairge; agus biáidh sé na chúan long,
agus biáidh a imiol go nuige Sidon.

14. Isachar is asal láidir é, ag
crumadh síos idir dhá úalach.

15. Agus do chonnairc sé gur mhaith
an ní suáimneas, agus an dúthaigh gur
taitneamhach é; agus do chláon a ghúala
diomchur úalaigh, agus táinig na sear-
bhiseach do áirdchíos.

16. Do dhéana Dan breitheamhnus ar
a dhaoinibh, mar aon do thrébhaibh Is-
rael.

17. Biaidh Dan na nathair nime ar a
tslighe, na adhear ar an mbealach, noch
ghearras sála na neach, ionnus go ttuit-
fidh an marcach a ndiaigh a chúil.

18. Do bí mé ag feitheamh réadh
shlánughadh a tighearna.

19. Gad, cloidhfidh slúagh é, ach
béuraidh seision buáidh fá dheireadh.

20. Amach as Aser biáidh a arán
ramhar, agus do bhéara sé ród sógh Rio-
gha.

21. Naphtali, is eilid ar na sgáoi-
leadh amach é, do beir briathra maithe
úadh.

22. Ióseph, is cráobh torthaigh é,
cráobh torthaigh dhá ríghnibh láimh ré tobar;
noch a leathnaighthíon a ghéuga amach tar
an mballa.

23. Do ghoilleadur na saighideoiruigh
air go géur, agus do chaitheadur é, a-
gus do fuathaigheadar é.

24. Achd do mhair a bogha láidir, a-
gus do neartaigheadh neartach a lámh láidir
le lámhaibh Dé chumhachtaigh Iacob; is as
sin an táoidhe, cloch Israel.

25. Le Dia hathar dá ríghnib, noch
chuideochas leat, agus leis a nuileachu-
mhachtach, noch beinneochus tú le beannughadh ni-
me súas, beannughadh a naigéin atá a
níos ar síos, beannughadh na gcioch, a-
gus na mbronn.

26. Rugadar beannacha hathar buaidh
ós cionn beannacht mo sinnsior go nuige
an teóra is faide amach do na
cnocaibh síorruidhe; béid siad ar chean
Ióseph, agus ar choróin chinn an tí do
dealaigheadh re na dhearbhráithribh.

27. Biáidh Beniamin fuadaigheach mar
madra alla; ar maidin slugfaidh sé a fia-
dhach, agus ann sa noidhche ranfaidh sé
an chreach.

28. As iad so uile dhá thréb dhéag Is-
rael: agus a sé so an ní do labhair a
nathair riu, agus do bheannaigh iad; gach
áon fa leith do réir a bheannachta do be-
annaigh iad.

29. Agus do chuir cúram orra,
agus a dubhairt riu, * atáimsi a nam * Ca. 47. 30.
mo chruinnighthe chum mo dhaoine féin, a-
dhlaicidh mé a bfochair maithreach, ann sa
nuamhaigh atá a magh Ephron an hiti-
tech.

30. Ann sa nuamhaigh atá a magh
Machpelah, noch atá as coinne Mham- * Ca. 23. 16.
re, a ttir Chánaain,* noch do cheannaigh
Abraham maille re magh Ephron an
hititech mar seilbh áite adhlaicthe.

31. Ann sin do adhlaicedar Abra-
ham,

ham, agus Sárah a bhean, is ann sin
do adhluiceadar Isaac, agus Rebecah
a bhean, agus is ann do adhluic mise
Léah.
32. Ceannuigheacht an mhachaire agus na
húamha atá ann, is ó chloinn Hēt do frith í.
33. Agus a nuáir do chríochnuigh
Iácob aitheanta do thabhairt dá chloinn, do
chruinnigh súas a chosa san leabuigh, a-
gus do fáeidh a spiorad súas, agus
do cruinnigheadh chum a dhaoine féin é.

## CAIB. 50.

Agus do luigh Ióseph ar aghuidh
a athar, agus do ghuil air,
agus do phóg é.
2. Agus do aithin Ió-
seph dá sheirbhfoghantuibh na
leagha, a athar do bhalmughadh: agus
do bhalmuigheadur na leagha Israel.
3. Agus do coimhlíonadh ceathrachad
lá dhó: óir is mar sin coimhlíontar
laethe na druinge do nithear a bhalmu-
ghadh, agus do rinneadur na hÉgiptigh
doilghíos ar a shon, trí ficheid agus
deich lá.
4. Agus a nuáir do chúadar laethe
a ndóbróin tharrsa, do labhair Ióseph ré
tigh Phárao, ag rádh, a nois má
fuáir mé grása ann bhur radharc,
guidhim sibh, labhruidh a gclúasuibh Phá-
rao ag rádh.
* Caib.47.29. 5. Do bhean * máthair mionna dhíom ag
rádh, féuch atáim ag fagháil báis: ann
muáighe do thochuil mé dhamh féin a
ttír Chánaain, ann sin adhlócus tú
mé: anois iarruim dathchuinge ort,
léig dhamh dul súas, agus máthair
dadhlacadh, agus tiocfa mé a rís.
6. Agus a dubhairt Phárao,
imthigh súas, agus adhluic hathair mar
do thug mionna ort.
7. Agus do chuáidh Ióseph súas
dadhlacadh a athar, agus do chuadar
seirbhisigh Phárao uile suas leis,
seanóirigh a thighe, agus seanóirigh
chríche na hÉgipte uile.
8. Agus tigh Ióseph uile, agus
a dhearbhráithre, agus tigh a athar: acht
amháin a miondaoine, agus a ttréda,
agus a nealbhadha do fágbhadur a bhfearann
Gosen.
9. Agus do chuáidh súas leis, car-
buid fós agus marcsluágh, agus
bá romhór an chuideachta iad.
10. Agus tangadur go hurlár
buáilte Atad, noch atá táobh thall do
Iórdan, agus ann sin do rinneadur cumha
maille ré caóineadh adhbhalmhór: a-
gus do rinne dóbrón ann sin ar son
a athar seacht lá.
11. Agus a nuáir do chonncadur
áitreabhuigh na háite, na Cananitigh,
an chumha a nurlár Atad, dubhradur, is
doilghiosach an chumhaso ar na Hé-
giptibh; uime sin do goireadh || Abel Mis- ‡ Cumhadh na Negip-teach,
raim dainm de, noch atá taobh thall
do Iordan.
12. Agus do rinneadur a chlann
mhac ris mar do aithin sé dhíobh.
13. * Oir do rugadur a chlann leó * Gniomh.
é go tír Chánaain, agus do adhlai- 7.16.
ceadar é a nuamhaigh mhaighe Mhac-
pelah, noch do cheannuigh * Abraham maille * Caib.23.16.
ris an machaire mar sheilbh chum áite adh-
luicthe, ó Ephron an Hititeach as
coinne Mhamre.
14. Agus do fill Ióseph do
Négipt, é féin agus a dhearbhráithre,
agus a neachuidh leis súas uile dadhla-
cadh a athar.
15. Agus a nuáir do chonncadur
dearbhráithre Ióseph go bhfuáir a na-
thair bás, a dubhradur, do bféidir go
mbiadh fúath ag Ióseph dhuinne, agus
go gcuiteochadh rinn go deimhin a ndear-
namar dolc air.
16. Agus do chuireadur teachta a
gcionn Ióseph, dhá rádh, do aithin ha-
thair roimh a bhás, dá rádh.
17. Marso a deurthaoi ré Ióseph:
guidhim thú anois, maith cionta do dhear-
bhráithreach agus a bpeacadh: óir do
rinneadur olc ort: agus a nois iar-
rmuid daithchuinge ort, maith cionta
seirbhiseach

serbhiseach Dé hathar: Agus do ghuil
Ióseph a nuáir do labhradur ris.
18. Agus do chúadur a dearbhraithre
mar an gcéadna, agus do leigeadur
síos a bhfiadhnuisi a aighthe, agus a
dubhradur, féuch is sinne do sheirbhisigh.
19. Agus a dubhairt Ióseph riu,
ná bíodh * eagla orraibh: óir an bhfuilim- * Ch. 45: 5.
si a náit Dé?
20. As ar bhur sonsa do smuaineabh-
air olc am aghaidhsi, [ach] do mheabhraigh
Dia chum maithesa é, dá thabhairt a gcrich
mar atá a niugh, do choinmháil moráin
daoine beó.
21. A nois uime sin ná bíodh eagla
orraibh, oilfidh misi sibh, agus bhur naois
óg; agus do chomfhurtaigh iad, agus
do labhair go cinealta riu.
22. Agus do áitreibh Ióseph sa
Négipt, é féin agus tigh a athar, a-
gus do mhair Ióseph céad agus deich
mbliadhna

23. Agus do chonnairc * Ióseph clann * Vibhr. 32.
Ephraim don treas geinealach; clann 39.
Machir mar an gcéadna mac Mhana-
sseh, do tógbhadh súas iad ar
ghlúinibh Ióseph.
24. Agus do ráidh Ióseph ré na
dearbhráithribh, atáimsi ag * éug: * Eabhr. 11.
agus fóirfe Dia oraibhsi go deimhin, 22.
agus béura sé as an tírsi sibh,
gus an tír do mhionnuigh sé do Abra-
ham, do Isaac, agus do Iácob.
25. Agus tug Ióseph mionna ar
chloinn Israel, ag rádh, * fíorfhéchfaidh Dia * Exod. 13.
oraibh go deimhin, agus béurthaoi mo 19.
chnámasa súas as so.
26. Mar sin do éug Ióseph ar
mbeith dó céad agus deich mbliadhna
daóis, agus do balmuigheadur é agus
do cuireadh a gcómhra sa Négipt é.

A N

# AN DARA LEABHAR DO MHAOISE, DA NGOIRTHEAR EXODUS.

## CAIB. I

* Gen. 46. 8. Caib. 6. 14.



Nois is iadso anmana * ċloiñe Israel, noch táinic do Négipt; do táinic gaċ duine gon a ṁuintir lé Iácob.

2. Reuben, Simeon, Lébi, agus Iúdah.

3. Isachar, Sebulun, agus Beniamin.

4. Dan agus Naphthali, Gad, agus Aser.

* Gen. 46. 27. Deu. 10. 22.

5. Agus a nuile anam dá ttáinic ó ḟoroṁoṅuiḃ Iácob bá * seaċtmoġad anam iad: óir do bí Ióseph sa Négipt ċena.

6. Agus fuáir Ióseph bás, agus a ḋerḃráiṫre uile, agus an dine sin go hiomlán.

* Gniomh. 1. 17.

7. Agus do * bádur clañ Israel tóirrṫeach, agus do fásadur go hiomarcach, agus do fásadur roneartmur, agus do lionaḋ an talaṁ leó.

8. A nois do éirig suas Rig nua ós cioñ na Hégipte, ag nach raiḃ eólus ar Ióseph aige.

9. Agus a duḃairt sé re ná daoiniḃ, féuċuiḋ is mó agus is cumaċtaiġe clañ Israel ná siñe.

10. Tigiḋ uáiḃ, déanam riu go críonña, deagla go lionfaidis, 7 go ttiucfaḋ cum ċríċe, an tan teigeomaḋ cogaḋ añ, go ttéiġfaidis mar an gcéna ler naimdiḃ, agus do ttroidfidis ar nagaiḋ, agus go raċfaidis mar sin amach as a tir.

11. Uime sin do ċuireadur lucht daoirmeasda ós a ccioñ, dá bpianadh le na nualaiġiḃ: agus do tógbadar caitreaċa do Pharao cum ionmusa, Pitom, agus Ramses.

12. Ach dá méid do phianadur iad, as móide do lionadur agus do fásadur é: agus do bi doilġios orra tré ċloiñ Israel.

13. Agus tugadur na Hégiptiġ ar ċloiñ Israel serbis do ḋéanam le dibfeirg.

14. Agus do rinnedur a mbeaṫa searḃ lé daoinibh cruaiḋ a moirtéur, agus a mbrice, agus añ a nuile sórt serbise añsa maċaire; a nuile serbis añ a ttugadar orra fognaṁ, do bi si maille ré dibfeirg.

15. Agus do labair Rig na Hégipte ré mnáiḃ tuismiġe na Neabruiġeċ (ben aca dar bainm Siprah, agus ainm an dara mná Puah.)

16. Agus a duḃairt sé, a nuáir do beiṫi ag déanam oifige mná tuismiġe do na mnáiḃ Eabruiġeċ, agus do ċifi iar ttuismeaḋ iad, más mac bias añ marḃuiḋ é, aċ más ingean bias añ, biaiḋ si beó.

17. Ach do bi eagla Dé ar na mnáiḃ tuismiġe, agus ni ḋearnadur mar a duḃairt Ri na Hégipte riu, agus do ċumdaiġeadur an clann mac beó.

18. Agus do goir Ri na Hégipte ar na mnáiḃ tuismiġe, agus a duḃairt riu, cred fá ndearnabair an ni si, agus ar ċumdaiġebair an ċlann mac beó?

19. Agus a dubradur na mná tuismiġe le Pharao, do ċioñ nach bfuillid na mná Eabruiġeċa mar na mnáiḃ Eigipteaċa; óir atáidsion beóḋa, agus beirid sul tigid na mná tuismiġe * a steaċ ċuca.

20. Uime sin do rinne Dia go maiṫ rus na mnáiḃ tuismiġe, agus do lionadur

dur

dar na ndaoine agus do ḟásadar ro láidir.

21. Agus tárla do ċionn go raibh eagla Dé ar na mnáibh tuismiġe, go ndearna sé tiġte dóibh.

22. Agus do ḟuagair Pháraó dá ṁuintir uile, ag rádh, gach uile mac dá mbéarṫar teilgidh é sa nabhainn, agus gach uile inġean coimhdeochtaoi beó í.

## CAIB. 2.

* Ca.6. 20. Uibhr.26.59.

AGus do ċuaidh * duine as tiġ Lebhi, agus do ṗós sé inġean do Lebhi.

2. Agus do toirrcheadh an bhean agus rug sí mac, agus a nuáir do ċonnairc sí go raibh sé na naoidhin bhreaġdha, do ċeil sí é ar feadh * trí míosa.

* Gníomh. 7. 20. Ebhr.11.23.

3. Agus a nuáir nár ḟéad sí a ċeilt ní budh faide, do rinne sí ċomhra bhuinne, agus do ċuir dóbáil lathaiġe agus pic uirre, agus do ċuir an leanamh innte; agus do ċuir ann sa tsoilíostar ar bhruach na habhann é.

4. Agus do ṡeas a dheirbhṡiúr a bhfad uadh, dfios créad do dhéantaoi ris.

5. Agus táinig inġean Pháraó a nuas dá ionnlad féin ag a nabhainn, agus do bhádar a cailiniġ ag siubhal ar bhruach na habhann: agus a nuáir do ċonnairc sisi an ċomhra a measg an tsoilíostair, do ċuir sí a cailín dá tabhairt ċuice.

6. Agus a nuáir do osgail sí í, do ċonnairc sí an leanamh; agus féc do ġuil an naoidhean; agus do bhí truáiġe aice dó, agus a dubhairt sí, is aon do ċloinn na Nebhruidheach so.

7. Ann sin a dubhairt a dheirbhṡiúr re hinġin Pháraó: an raċa misi do ġairm banaltran do na mnáibh Eabhruideaċa ċugad, go noilfidh an leanamh duit.

8. Agus a dubhairt inġean Pháraó ria, éirig: Agus do imṫiġ an cailín, agus do ġoir sí maṫair an leinimh.

9. Agus a dubhairt inġean Pháraó ria; beir an leanamh so leat, agus oil damhsa é, agus do bhéara mé do ṫuarasdal duit: agus do ġlac an bhean an leanamh, agus do oil sí é.

10. Agus do ḟás an leanamh, agus tug sí do inġin Pháraó é, agus do bhí na ṁac aice; agus tug sí Maoise dainm air: agus a dubhairt sí, do ċionn gur tarraing mé as a nuisge é.

11. Agus tárla sa nam sin a nuáir do ḟás Maoisi go ndeachaidh sé amach mar a rabhadar a dhearbhráithre, agus gur ḟéuch sé ar a nualaiġibh: agus do ċonnairc Egiptech ag bualadh Eabhruidhiġ, aon dá dhearbhráithribh.

12. Agus do ḟéuċ sé ann so agus ann súd, agus a nuáir do ċonnairc nach raibh aonduine ann, do ṁarbh sé an tEgiptech, agus do ḟolaiġ sé ann sa ġainemh é.

13. Agus a nuáir do ċuaidh sé amach an dara lá, féuch do bhádar dias do na Hebhruidhibh ag troid: agus a dubhairt seision ris an té do rinne a néccóir, Créad fá mbuaileann tú do companaċ?

14. Agus a dubhairt seision, cia rinne prionnsa, agus breitheamh díotsa ós ar cciondne? a né saoiliós tú misi ṁarbhadh, mar do ṁarbh tú an tEgiptech? agus do ġlac eagla Maoisi, agus a dubhairt sé, is deimhin gur frith fios an gníomhasa.

15. A nois a nuáir do ċualaidh Pháraó an nisi, do iarr sé Maoisi do ṁarbhadh, aċ do teiṫ Maoisi as radharc Pháraó, agus do ċomhnuiġ sé a gcriċ Mhidian: agus do ṡuiġ sé síos láimh re tobar.

16. A nois do bhí ag sagart Mhidian móirṡeisior inġean: agus tangadar, agus do ṫarngadar uisge, agus do líonadar na humair do tabhairt uisge do ṫréad a naṫar.

17. Agus tangadar na haoadhaire, agus do ċuireadar ar siubhal iad; aċ

do

do ṡeas Maóisi agus do ċuidiḋ leó, agus tug uisge dá ttréud.

18. Agus a nuáir ṫangadur mar a raiḃ Rebel a naṫair a dubhairt sé, cionnus tangabhair comhluaṫ so a niuġ.

19. Agus a dubradarsan, do sáor Egiptach sinn ó lámhuiḃ na naoḋaireaḋ, agus fós do ṫarruing uisge go lór dhuinn, agus tug uisge don tréud.

20. Agus a dubhairt seision ré na hingheanuiḃ, cáit a bfuil an té sin? créad fár ḟágabhair an tóglach? goiriḋ é a ’steach go niṫiḋ sé arán.

21. Agus bá toil le Maóisi comhnuiġe a bfoċair a nógláoiċ sin: agus tug sé do Mhaóisi Sipporah a ingen mar mnaói.

22. Agus rug si mac dó, agus
* Caib. 18. 3. tug * Gersom dainm air; óir ar seision, do bi mé am ċoigcrioċ a ttír ċoigriċ.

23. Agus tárla a gcionn aimsire go bfuáir Rig na Hégipte bás, agus do bádur clann Israel ag osnadhuigh tré méid a ndaóirse: agus do éiġmeadar; agus táinic a néigme suas cum Dé tré na ndaóirse.

24. Agus do ċualaiḋ Dia a nucbadach,
* Gein. 15. 14. & 46. 4. agus do ċuimnig Dia * a ċunnraḋ re Hábraham, re Hisaac, agus re Iácob.

15. Agus do ḟeuch Dia ar ċloinn Israel, agus do bi truáiġe ag Dia dóib

# CAIB. 3.

A noir do bi Maóisi ag cumdach ċáorach Iéthroh a ċliamhuin Sagart Mhidia, agus táinic go sliab Dé, eadhon go Hóreb.

2. Agus táinic aingeal an tigearna
* Gníomh. 7. 30. ċuige * a lasair teineaḋ amach as lár craóibe, agus daimhaic seision, agus feuch do bi an ċráob tré lasadh ó ṫeineiḋ, agus nior loisgeadh an ċráobh.

3. Agus a dubhairt Máoisi, fillfiḋ mé a nois a leaṫtáoib, agus feuċfa mé ar an radharc mórsa, creud fá nach loisgear an ċraob.

4. Agus a nuáir do ċonnairc an tigearna gur fill sé a leaṫtaoib dá faicsin sin, do ġoir Dia air amach as lár na craoibe, agus a dubhairt sé, a Mhaoisi, a Mhaoisi: agus a dubhairt seision, atáim annso.

5. Agus a dubhairt seision, ná tarr a bfogus annso: * cuir díot do bró- * Jos. 5. 15:
ga dod ċosaibh: óir a náit ar a bfuil Gníomh. 7. 33
tú ad seasam, is talamh naomhṫa é.

6. A dubhairt sé ós a ċionn sin fós,
* is misi Dia hatar, Dia Abraham, * Math. 22. 32
Dia Isaac, Dia Iácob: Agus do Gníemh. 7. 34
foluiġ Máoisi a aġaidh, óir dob eagal leis féuċain ar Dhia.

7. Agus a dubhairt an tigearna, is deimin go bfaca misi sciursa mo phobuil, noch atá sa Négipt, agus do ċuala mé a néigmhe, do briġ a maiġistreach tascuidh: óir atá fios a ndoilgis agam.

8. Agus táinic mé a nuas dá sáoradh as lámhuiḃ na Negiptach, agus dá mbreiṫ suas as an tír sin, go fearann maiṫ fairsing, go fearann do beir tuile bainne 7 meala; go háit na Ccananitech, agus na Hititech, agus na Iebusiteċ, agus na Namoritech, agus na bPerisitech, agus na Hibitech.

9. A nois uime sin, féuch, tangadur comhairc ċloinne Israel ċugamsa, agus do ċonnairc mé mar an gcéadna an fóirneart léar bruiġeadar na Hégiptig iad.

10. Tárr a nois uime sin agus cuirfe misi dionnsuiġe Phárao thú, ionnus go ttiubra tú mo pobal, clann Israel, amaċ as a Négipt.

11. Agus a dubhairt Máoisi ré Dia, cia misi as a raċuinn go Phárao, agus as a ttiubruinn clann Israel amach as a Négipt.

12. Agus a dubhairt seision, go

deimhin biaidh misi leat, agus biaidh so
mar chomhartha agad, gur chuir misi
thú; a nuair do bhéura tú an pobal
amach as a Negipt do dhéantaoi seir-
bhis do Dhia ar a tsliabhsa:
13. Agus a dubhairt Maoisi ré
Dia, féuch a nuair thiocfas misi a
ccionn chloinne Israel, agus a déura mé
riu, do chuir Dia bur naithreadh chugaibh
mé, agus a déarfaidsion riomsa, cá hainm
atá air? créad a déura misi ann sin
riu.
14. Agus a dubhairt Dia ré Maoi-
si: AS ME AN TI AS ME: agus
a dubhairt sé, marso a déura tú ré
clannaibh Israel, ATA MISI, do chuir
chugaibh mé.
15. Agus a dubhairt Dia ós a chionn
so ré Maoisi, déura tú re clannaibh
Israel: an tighearna Dia bur nait-
readh, Dia Abraham, Dia Isaac, a-
gus Dia Iacob, do chuir misi chugaibh:
sé so mainm go brách, agus sé so
mo chuimhne do na huile ghinealach.
16. Eirigh, agus cruinnigh sinnsir Is-
rael a bhfochair a chéile, agus abair riu:
do foillsigh an tighearna, Dia bur
naithreadh, Dia Abraham, Dia Isaac,
agus Dia Iacob, é féin damhsa ag
rádh, táinic mé go deimhin dá bhur
bhfiosrúghadh agus, [do chonnairc mé] an
ni do rinneadh ribh sa Negipt.
17. Agus a dubhairt mé, béura mé
súas sibh as buaidhreadh na Hégipte,
go fearann na Gcananiteach, ⁊ na Hiti-
teach, agus na Namoriteach, agus na
bPerisiteach, agus na Hibiteach, a-
gus na Iebusiteach; go tír do bheir
tuile bainne, agus mela.
18. Agus umhlochaidh siadsan dod
ghlór, agus tiucfa tusa agus sinnsir
Israel a ccenn Righ na Hégipte, agus
déura tú ris; tarla an tighearna
Dia na Nebhrudhach rinn, agus a nois
iarrmaoid dathchuinghe ort léig dúinn
dul aistior trí lá san bhfásach, go
ndéarnamáois iodhbairt don tighearna ar
Ndia féin.
19. Agus atá a fhios agumsa
nach léigfidh Ri na Hégipte daoibh im-
theacht, agus ni léigfe ar lé láimh lái-
dir:
20. Agus sínfe misi mo lámh a-
mach, agus buáilfe mé a Negipt
lem uile iongantaibh, noch do dhéana
mé ann a lár, agus na dhiaigh sin léig-
fidh sé dhaoibh imtheacht.
21. Agus do bhéura misi do na
daoinibhsi fabhar a bhfiadhnuisi na Né-
gipteach, agus tiucfa dhe a nuáir
imeochtaoi, nach folamh imeochtaoi.
22. Ach béuraidh gach éinbhean áir-
leagadh ó * na comharsain, agus ón * Caib. 11.2 & 12.35.
mnaoi bhias ar cuáirt na tigh, seóid
airgid, agus seóid óir, agus édaighe;
agus cuirfidhe iad ar bhur macaibh agus
ar bhur ninghenaibh, agus creachfaidhe na
Hégiptigh.

---

## CAIB. 4.

AGus do freagair Maoisi, a-
gus a dubhairt, ach féuch,
ni chreidfid siad mé, agus
ni éistfid rem ghuth; óir
a déarfaid siad, nior thais-
bein an tighearna é féin duit.
2. Agus a dubhairt an tighearna
ris, créad é an ni sin ad láimh? a-
gus a dubhairt seision, atá slat.
3. Agus a dubhairt sé, teilg ar ta-
lamh í, agus do theilg seision ar ta-
lamh í, agus do rinneadh nathair nimhe di,
agus do theith Maoisi roimpe.
4. Agus a dubhairt an tighearna ré
Maoisi, cuir do lámh amach, agus
glac í ar erball, agus do chuir a-
mach a lámh, agus do ghlac í, agus
do rinneadh slat di iona láimh.
5. Ar chor ar sé go gcreidfidís
gur foillsigh an tighearna Dia a na-
thar, Dia Abraham Dia Isaac, a-
gus Dia Iacob é féin duit.
6. Agus a dubhairt an tighearna
ris ós a chionn sin, cuir a nois do lámh
ad bhrollach; agus do chuir sé a lámh
iona

iona bhrollaċ; agus a nuair tug sé
amaċ í, féuċ, do bhí a lám lubhraċ
mar ṡneaċta.
7. Agus a dubhairt sé, cuir do
lám ad ḃrollaċ a rís: agus do ċuir
a lám na ḃrollaċ a rís, agus tug
amaċ as a ḃrollaċ í, agus féuċ do
hiompóiġeaḋ í a rís mar an gcuid eile
dá ḟeoil.
8. Agus tiucfa a gcrich muna
ccreidiḋ siad tú, agus naċ tiubhraid
Caib. 11.8 12. 35. éisdeaċd do ġuṫ an ċéadċomarṫa, go
gcreidfid siad guṫ an ċomarṫa dei-
ġionaiġ.
9. Agus tiucfa a gcríċ mar an
gcéadna, muna ccreidiḋ siad ceċtar
don da ċomarṫasa, agus naċ éisd-
fid red ġutsa, go ngláca tú
d'uisge na habhann, agus go ndóirtfe
tú é ar an ttalam tirim, agus an
tuisge béurus tú as a nabhainn go mbia
na ḟuil ar an dtalam tirim.
10. Agus a dubhairt Maóisi ris an
ttiġearna, ó mo ṫiġearna ni bfuilimsi
deaġlabarṫa, ná roimhe so, ná ó labhair
tusa red ṡearbhfoġanṫa: aċt atáim mall
a ccomrád, agus mall a dteangaiḋ.
11. Agus a dubhairt an tiġearna
ris, cia rinne béul an duine, nó cia
ni an balbh nó an bodhar, nó an té do
ċí nó an dall? naċ mise an tiġearna
do rinne iad.
12. A nois ar a naḋbharsin imṫiġ,
*Math10.19. Marc.13.11. Luc.12.11. agus biaiḋ mise * maille red béul, a-
gus muinfe mé dhuit cred a déura tú.
13. Agus a dubhairt seision, ó mo
ṫiġearna, guidhim tú, cuir uáit ris
an té noċ ċuirfeas tú uait.
Agus do las fearg Dé re Maóisi
agus a dubhairt, naċ é Aáron an Lébi-
teċ do dearbhraṫair? atá a ḟios agam
go labhrann sé go maiṫ. Agus mar an
gcéadna, féuċ atá sé ag teaċt amaċ
do ṫeagmháil riot, agus a nuáir do
ċífe sé tú, biaiḋ lúṫġáireach iona
ċroiḋe.
15. Agus laibéora tusa ris, a-
gus cuirfe tú briaṫra iona béul, a-
gus biaiḋ mise maille red béulsa,
agus le na béulsan, agus muinfe mé
dhaoibh cred do déantaoi:
16. Agus biaiḋ seision na ḟear
eadarmhiniġe agad ris an bpobal, agus
biaiḋ seision, biaiḋ seision féin a náit
béil dhuitsi, * agus biaiḋ tusa a náit *Caib. 7.1
Dé dósan:
17. Agus glacfa tú an tslatso
ad láim, le ndéana tú comarṫaiġe.
18. Agus do imṫiġ Maóisi, agus
do ḟill ar létro a ċliamhuin, agus a
dubhairt ris, guidhim tú léig damsa im-
ṫeaċt, agus filleaḋ ar mo dearbhráiṫribh
atá sa Négipt, dá ḟéaċain an bfuilid
béo fós: agus a dubhairt létro re
Maóisi, éiriġ a síoṫċáin.
19. Agus a dubhairt an tiġearna
re Maóise a Midian, éiriġ, fill do
Négipt, óir do éugadur uile an méid
do bhí ag iarraiḋ do bháis.
20. Agus rug Maóisi a bhean a-
gus a mic leis, agus do ċuir ar as-
sal iad, agus do ḟill go críċ na Hé-
gipte. Agus do ġlac Maóise slat
Dé na láim.
21. Agus a dubhairt an tiġearna
re Maóisi, a nuair imeóċus tú ċum
filleaḋ don Egipt: féuċ go ndéna tú
na mionbhuileisi uile as coimhe Pháraó,
noċ do ċuir misi ad láim: aċ cruáidhe-
óċa misi a ċroiḋe, ionnus naċ léigfiḋ
don phobal imṫeaċt:
22. Agus déura tusa re Phá-
raó: marso a deir an tiġearna: sé
Israel mo mac, mo ċéidġin fós.
23. Agus a deirim riotsa, léig
mo mac ar siubhal, ionnus go ndéna
sé serbhis damsa, agus má diúltann
tú léigean dó imṫeaċt, féuċ muirfiḋ misi
do macsa, do ċéidġin fós.
24. Agus tárla ar an sliġe san
tiġ ósta, gur ċas an tiġearna é, agus
gur iarr a marbhaḋ.
25. Ann sin do ġlac Sipporah cloċ
ġéur, agus do ġearr reuṁċroiceann a
mic, agus do ṫeilg fa ná ċosaibh é,
agus a dubhairt: go deimhin is fear
fuilteaċ damsa tú.
26. Do léig sé uaḋa mar sin é:
ann sin a dubhairt sisi, as fear ful-
teach tú, do bhriġ an timċill-
ġearrṫa.

27. Agus a dubhairt an tighearna re hAaron: imthigh fán bfásach do theagmháil re Maóise: agus do imthigh sé, agus tárla leis é a sliabh Dé, agus do póg é.

28. Agus do innis Maóisi do Aaron briathra an tighearna uile, noch do chuir uadh é, agus a nuile comhartha dar aithin de.

29. Agus do imthigh Maóisi, agus Aaron, agus do chruinnighedar a bfochair a chéile sinsearadh chloinne Israel uile.

30. Agus do labhair Aaron a nuile focal dár labhair an tighearna re Maóisi, agus do rinne na comharthadha a latháir an phobail.

31. Agus do chreideadar an pobal, agus a nuáir do chualadar go ttáinic an tighearna dfiosrughadh chloinne Israel, agus gur féuch sé ar chloinn Israel, agus go bfacaidh sé a mbuaidhreadh, ann sin do chromadar a ccinn agus do rinneadar umhla.

# CAIB. 5.

AGus na dhiaigh sin do chuáidh Maóisi agus Aaron a steach, agus do innisedar do Phárao: mar so a deir an tighearna Dia Israel, léig dom phobal imtheacht go ndearnaid féusda damhsa san bfásach.

2. Agus a dubhairt Phárao, cia hé an tighearna da numhlochainnsi dá glór, as a léigfinn Israel dimtheacht uáim? ni haithnid damhsa an tighearnasin, agus ni mó léigfeas mé Israel dimtheacht uáim.

*Caib. 3.18. 3. Agus a dubhradar san * tárla Dia na Nebhruidheach ruinn: léig dhuinn imtheacht, iarrmaoid ort, turas thri lá ansa bfásach, agus iodhbraim do dhénamh don tighearna ar Ndia, deagla go ttiocfadh sé orrainn le pláigh nó le cloidheamh.

4. Agus do ráidh Righ na hEgipte riu, cred fa mbacthaoisi, a Mhaóisi agus a Aaron, do na daoinibh a nobair do dhéanamh? éirgidhsi chum bur nualaigh féin.

5. Agus a dubhairt Phárao, féuchaidh, atáid pobal na tíre anois lionmhar, agus do bheirthaoise orra frith sheasamh óna nualaighibh.

6. Agus tug Phárao aithne an lá sin féin do maighistrib tasca an phobuil, agus dá noifigeachaibh, ag rádh.

7. Ni tiubharthaoi fesda tuighe don phobal do dhéanamh brice, mar tugabhair go tti so: éirgidis agus cruinnighedis tuighe dóibh féin.

8. Agus a nuimhir bricedh do rinnedar go nuige so, cuirfidhe sin orra, ni láighdeochthaoi [a beag] de: óir atáid díomhaoin, agus is uime sin gháirid siad, ag rádh, léig dhúinn imtheacht do dhénamh iodhbartha dár Ndia.

9. Cuirthear tuilleadh oibre ar na daoinibh go ndearnaid saothar ann, agus nach dtugaid aire do bhriathraibh díomhaoin.

10. Agus do chuadar maighistrighe dhoirsi an pobail amach, agus a noifigidh, agus do labhradar ris an bpobal, ag rádh: is mar so a deir Phárao, ni tiubhra misi tuighe dáoibh.

11. Eirgidh, fagaidh tuighe mar ar féidir libh a fagháil: ni rachaidh a beag dá bur nobair sios.

12. Mar sin do sgaoil an pobal amach ar fedh chrice na hEgipte do chruinnughadh conlaigh a náit tuighe.

13. Agus do bhrosduighedar na maighistrighe tasca iad, ag rádh, iomlánaigh bur nobair, bur ttasca laetheamhail commaith agus a nuáir do bhí tuighe agaibh.

14. Agus do buáiledh oifigidh chloinne Israel, noch do chuiredar maighistrighe tasca Phárao ós a gcionn; agus do fiafruigheadh dhiobh, cred fá nár comhlionabhair bur ttasca a ndénamh brice a né agus a niugh, mar do rinnebhair roimhe sin.

15. Ann sin tangadar oifigidh chloinne Israel, agus do éigheadar ar Phárao,

Pharao, ag rádh, créad fá ndéanann tú so red sheirbhíseachaibh?

16. Ní tuctur tuighe dot sheirbhíseachuibh, agus a deirid siad rinn, déanuidh brice: agus féuch, gabhtar ar do sheirbhíseachaibh; achd as ar do dhaoinibh féin atá an locht.

17. Achd a dubhairt seision, atáthaoi díomhaoin, atáthaoi díomhaoin; uime sin a deirthaoi, léig dhúinn imtheacht go ndéanamaois íodhbuirt don tighearna.

18. Imthighidh a nois uime sin, agus déanuidh saothar: óir ní tiubhartar tuighe ar bith dhaoibh, agus gidheadh do bhéurthaoi uáibh uimhir na mbriceadh.

19 Agus do chonncadur oifigidh chloinne Israel, gur bholc an náit ann a rabhadur tar éis a rádh; ní laighdeochuidh a bheag dá bhur mbricidh ann bhur ttasca laetheamhuil.

20. Agus tárla re Maóisi agus re hAáron iad, noch do sheas ann sa tslighe rompa mar thangadur amach ó Pharao.

21. Agus a dubhradur riú, go bhféuchuidh an tighearna oruibh, agus beireadh breith; do chionn go ndearnabhair ar mbaladh domblasda a láthair Pharao agus a radharc a sheirbhíseach, do chur cloidhimh ann láimh dár marbhadh.

22. Agus do fhill Maóise chum an tighearna, agus do ráidh, a thighearna, créad fá ndeárna tú comholc so ris an bpobalsa? créad as ar chuir tú misi uáit?

23. Oir ó tháinic mé go Pharao do labhairt ad ainmse, do rinne sé olc ó shin don phobalsa, agus ní mó do shaor tusa do phobal ar éncor.

## Caib. 6.

ANn sin a dubhairt an tighearna re Maóise: a nois do chífe tú créad do dhéansa re Pharao: óir is lé láimh láidir léigfe sé dóibh imtheacht, agus lé láimh láidir díbeoruis sé as a dhúthaigh iad.

2. Agus do labhair Día re Maóisi, agus a dubhairt sé ris, is misi an tighearna:

3. Agus do thaisbéin mé mé féin do Abraham, agus do Isaac, agus do Iácob a nainm Dé uile chumhachtuigh, achd ann mainm Iehóbah níor baithne dóibh mé.

4. Agus do dhaingnigh mé mo chonnradh riu, tír Chánaain do thabhairt dóibh, fearann a noithilithre, ann a rabhadar na gcoimhighthibh.

5. Agus do chúala mé mar an gcéadna osnadh chloinne Israel, noch choingmhuid na hÉgiptigh a ndaóirsi, agus do chuimhnigh mé mo chunnradh.

6. Uimesin abair re cloinn Israel, is misi an tighearna, agus do bhéura mé amach sibh ó nualach fár chuireadar na hÉgiptigh sibh, agus sáorfa mé sibh óna ndaóirse, agus fuasgeólad sibh lé láimh shínte amach, agus maille re breitheamhnusuibh móra.

7. Agus glacfa mé chugam sibhsi mar phobal, agus biáidh misi mar Dhia aguibhsi: agus aitheónthaoi gur mé an tighearna bhur nDia, noch bhéurus amach sibh ó bheith fá ualuighibh na nÉgipteach.

8. Agus béura mé asteach sibh san tír le ttug mé mionna go ttiubhruinn í do Abraham, do Isaac agus do Iácob; agus do bhéur daóibhsi í mar oighreacht: is misi an tighearna.

9. Agus do labhair Maóise mar sin lé cloinn Israel, agus níor éisdeadar re Maóise, tré chrádh spioraide, agus tre dhaoirsi roighéir.

10. Agus do labhair an tighearna re Maóisi ag rádh.

11. Eirgidh asteach, labhair re Pharao Righ na hÉgipte, go léigeadh sé clann Israel dimtheacht as a thír.

12. Agus do labhair Maóisi as coinne an tighearna, ag rádh, níor éisdeadur clann Israel rium, mar sin cionnus éisdfios Pharao rium, noch atáim ann mo glór neimhthimchill gheárrtha?

13. Agus do labhair an tighearna re Maóisi agus re hAáron, agus do

chuir

ċuir cúram leó go cloinn Israel, agus
go Pharao Riġ na hÉgipte, do ṫabairt
cloinne Israel amaċ as crić na hÉ-
gipte.
14. Is iad so cinn tiġe a naiṫreaċ:
* Clann Reuben, céidġin Israel, Hanoch, (* Gein. 46. 9. 1 Chroin. 5. 3.)
agus Pallu, Hesron agus Carmi:
a siad so sliocht Reuben.
15. Agus mic Shimeón, Iemuel, a- (* 1 Chroin. 4. 24.)
gus Iamin, agus Ohad, agus Iachin,
agus Sohar, agus Saul mac mná Ca-
nanitiġ; is iad so sliocht Shimeóin.
16. Agus is iad so anmanna mac
* Lébhi, do réir a ngeinealaiġ, Ger- (* Vibhr. 3. 17. 1 Chroin. 6. 1.)
son, agus Cohat, agus Merári: a-
gus dob iad bliadhna beaṫa Lébhi céad,
triocad agus seaċt mbliadhna.
17. Mic Ghersson, Libni, agus Si-
mi, do reir a sleaċta.
18. Agus mic * Chohat, Amram, (* Vibhr. 26. 57. 1 Chroin. 6. 2.)
agus Isar, agus Hebron, agus Uz-
ziel; agus dob iad bliadhna beatha
Chohat, céad agus triocad, agus
tri bliadhna.
19. Agus mic Mherári, Mahali,
agus Musi; is iad so sliocht Lébhi
do réir a ngeinealaċ.
20. Agus * tug Amram Iochebed (* Caib. 2. 2. Vibhr. 26. 59.)
deirbhsiur a aṫar na mnaoi ċuige, agus
do rug si Aáron dó agus Maóisi:
agus bá hiad bliadhna beaṫa Amraim
céad agus triocad agus seaċt mbliadhna.
21. Agus mic Isar, Córah, agus
Nepheg, agus Sichri.
22. Agus mic Uzziel, Misael, a-
gus Elsaphan, agus Sitri.
23. Agus tug Aarón Elisheba in-
ġean Aminadab, deirbhsiur do Naason,
na mnaoi, agus rug si dó Nádab, agus
Abihú, Eleasar, agus Itamar.
24. Agus mic Chórah, Assir, a-
gus Elcanah, agus Abiasaph; is iad
so treaba na Ccorriteach.
25. Agus tug Eleasar mac Aá-
roin inġean Phutiel na mnaoi; * agus (* Vibhr. 25. 11.)
rug si Phinehas dó: is iad so cinn
áitreaċ na Lébhiteach do réir a dtrea-
bha.
26. A siad so an Taaron sin a-
gus an Maóise, ré a ndubhairt Dia,
beiridh amaċ clann Israel as crić na
hÉgipte do réir a sluaġ.
27. Agus a siad so do labhair ré
Pharao Riġ na hÉgipte, do ṫabairt
cloinne Israel amaċ as a Négipt: is
iad so an Maóise agus an Taáron
sin.
28. Agus tárla san ló ar labhair
an tiġearna ré Maóisi a ccrić na hÉ-
gipte,
29. Gur labhair an tiġearna ré Maói-
se, ag rádh, is misi an tiġearna: labhair
tusa ré Pharao Riġ na hÉgipte gaċ
ni dá ndeaprumse riot.
30. Agus a dubhairt Maóisi a laṫair
an tiġearna, feuċ atáimsi am beul neim-
timċillġearrta, agus cionnus éisdfios
Pharao rium?

## CAIB. 7.

Agus a dubhairt an tiġearna
ré Maóisi, feuċ do rinne
mé Dia diot do Pharao,
agus biaidh do derbhraṫair
Aáron na fáidh agad.
2. Laibeóra tú gaċ uile ni aiteó-
rus misi diot, agus labeóraidh Aáron
do derbhraṫair ré Phárao, clann Israel
do ċur as a dúṫaiġ.
3. Agus cruáidheóċaidh misi croidhe
Phárao, agus meidheóċaidh mé mo co-
maraṫe, agus mo mhiorbhuileadh a gcrić
na hÉgipte.
4. Aċ ni éisdfidh Phárao ribhsi,
ar ċor go leagfa misi mo lám ar a
Négipt, agus go ttiubhra mé mo
sluaġ agus mo phobal clann Israel
amaċ as crić na hÉgipte, le breiṫeam-
nusaibh móra.
5. Agus aiteónaid na hÉgiptiġ
gur mé an tiġearna, a nuáir sinfeas mé
amaċ mo lám ar a Négipt, agus béu-
rus mé clann Israel ó beiṫ na measg.
6. Agus do rinne Maóisi, agus
Aáron mar do aitin an tiġearna dioḃ,
is mar sin do rinnedar.
7. Agus

7. Agus do bí Maóise ceithre ficid bliadhan d'aois, agus Aaron trí bliadhna agus ceithre ficid a nuáir do labhradur ré Phárao.

8. Agus do labhair an tighearna ré Maóisi, agus ré hAaron, ag rádh;

9. A nuáir laibheórus Phárao ribh, ag rádh, taisbeanuidh mioruile ar bhur son féin: ann sin déarna tusa ré hAaron, glac do shlat agus teilg a bhfiadhnuisi Phárao í, agus do dhéantar nathair nimhe dhi.

10. Agus do chuáidh Maóisi agus Aaron a steach go Phárao, agus do rinneadar mar do aithin an tighearna dhíobh, agus do theilg Aaron a shlat síos a lathair Phárao, agus a mhuintire, agus do rinneadh nathair nimhe dhi.

11. Ann sin do ghoir Phárao mar an gcéadna na daóine glioca, ⁊ an lucht piseóg: a nois draoithe na hÉgipte, do rinneadursan fós ar an mód gcéadna le na ndraoigheachtuibh.

12. Oir do theilgeadar síos gach áon duine aca a shlat, agus do rinneadh naithreacha nimhe dhiobh; ach do shluig slat Aaron súas a slatasan.

13. Agus do chruáidhigh sé croidhe Phárao, go nár éisd sé riu, fá mar a dubhairt an tighearna.

14. Agus a dubhairt an tighearna ré Maóise, do chruáidheadh croidhe Phárao, do dhiult sé léigion don phobal imtheacht.

15. Eirigh a gcionn Phárao ar maidin, féuch racháidh sé amach cum a nuisge, agus seasfa tusa ar bruách na habhann ag furnaidhe ré na theacht, agus an tslat dá ndéarnadh a naithir nimhe glacfa tú ad láimh í.

16. Agus déarna tú ris, do chuir an tighearna Día na Neabhruidheach misi chugad dá rádh, léig dom pobal imtheacht, do dhéanamh seirbhise damhsa san bhfásach; agus féuch go nuige so níor áil leat méisdeacht.

17. Mar so a deir an tighearna: ann so aitheónus tú gur misi an tighearna, féuch buáilfe mé leis an tslait atá am láimh, ar na huisgiohibh atá sa nabhuinn, agus iompóchtar iad a bhfuil.

18. Agus do gheabhuidh an tiasg atá sa nabhuinn bás, agus bréunfuidh a nabhann, agus budh glonn leis na hÉgiptibh uisge na habhann dól.

19. Agus do ráidh an tighearna re Maóisi, abair ré hAaron, glac do shlat agus sín amach do lámh ar uisgidhibh na hÉgipte, ar a sruthuibh, ar a naibhnibh, ar a locánuibh, agus ar a nuile chomhchruinniughadh uisge go ndéantar fuil díobh; agus go mbia fuil ar feadh chríche na hÉgipte, araón a soithighibh crann, agus a soithighibh cloiche.

20. Agus do rinne Maóisi agus Aaron mar sin, mar do aithin an tighearna díobh, agus do * thóg sé súas an tslat, agus do buáil na huisgidhe, do bí sa nabhuinn a radharc Phárao, agus a radharc a sheirbhiseach: agus do hiompóigheadh a raibh duisge sa nabhuinn a * bhfuil.

* Caib. 17. 5.
* Psal. 78. 44.

21. Agus do fuair an tiasg do bí sa nabhuinn bás, agus do bréun a nabhann, agus níor fhéadadar na hÉgiptigh uisge na habhann dól: agus do bhí fuil ar feadh chríche na hÉgipte uile.

22. Agus do rinneadar * draoithe na hÉgipte sin lé na ndraoigheachtuibh, agus do chruáidheadh croidhe Phárao, agus níor umhluigh sé dóibh, fá mar a dubhairt an tighearna.

* Eagna 17. 7

23. Agus do fhill Phárao, agus do chuáidh dá thigh, ní mó do chuir sé a chroidhe leis sin mar an gcéadna.

24. Agus do thochladar na hÉgiptigh uile fá gcuáirt na habhann, dfagháil uisge ré nól, óir níor fhéadadar uisge na habhann dól.

25. Agus do coimlionadh seacht lá tar éis an tighearna do bualadh na habhann.

## CAIB. 8.

AGus do labhair an tighearna re Maóise; éirigh a ccionn Pháraó, agus abair ris, mar so a deir an tighearna, léig dom phobal imtheacht, ionnus go ndéanaid seirbhís dam.

2. Agus ma diultann tú léigean dóibh imtheacht: féuch buailfe misi do theóranna uile le frogaibh.

3. Agus geinfidh a nabhann frogaidhe go lionmhur, noch rachus súas, agus tiucfas a steach dot thighse, agus dot sheómra leaptha, agus ar do leabaidh, agus go tigh do sherbhiseach, agus ar do mhuintir, agus ann do uámhain, agus ann do loistibh fuinidh.

4. Agus tiucfaid na frogaidhe súas araón ort féin, agus ar do mhuintir, agus ar do sherbhiseachaibh uile.

5. Agus do labhair an tighearna re Maóisi, abair re hAáron, sín amach do lámh lé do shlait ós cionn na sróthann, ós cionn na nabhann, agus ós cionn na locán, agus tabhair fa deara frogaidhe do theacht súas ar talamh na hÉgipte.

6. Agus do sín Aáron a lámh ós cionn uisge na hÉgipte, agus tangadar na frogaidhe amach, agus do folaigheadar talamh na hÉgipte uile.

*Eagna 17.7
7. Agus do rinneadar na * draoithe sin le na ndroigheacht, agus tugadar frogaidhe súas ar talamh na hÉgipte.

8. Ann sin do ghoir Pháraó ar Mhaóise, agus ar Aáron, agus a dubhairt sé, guidhidh an tighearna go mbeireadh sé na frogaidhe uáimse agus óm mhuintir, agus léigfe mé don pobal imtheacht go madh héidir leó iodhbairt do dhéanamh don tighearna.

9. Agus a dubhairt Maóise re Pháraó, bíodh onóir agadsa ós mo cionnsa; ga huair ghuidhfeas mé ar do shon agus ar son do sherbhiseach, agus ar son do phobail do sgrios na bfrogaidh uáit, agus od thighthibh, ionnus go bhfanaid siad sa nabhainn amháin.

10. Agus a dubhairt seision, amárach: agus a dubhairt seision, bíodh do réir throcailsi: ionnus go mbia a fios agad nach bfuil aoinneach cosmhuil ris an ttighearna ar Ndia-ne.

11. Agus imeóchaid na frogaidh uáit féin agus ód thighthibh, agus ód sherbhiseachaibh, agus ód pobal, agus fanfaid siad sa nabhainn amháin.

12. Agus do chuáidh Maóise agus Aáron amach ó Pháraó, agus do éigh Maóise ar an ttighearna, fá na frogaidh tug sé a naghaidh Pháraó.

13. Agus do rinne an tighearna do réir bhreithre Mhaóise, agus fuáradar na frogaidhe bás as na tighthibh agus as na bailtibh, agus as na machairibh.

14. Agus do chruinnigheadar a ccionn a chéile iad na gcruachaibh, agus do bhréan an talamh.

15. Acht a nuáir do chonnairc Pháraó go bfuair cáirde, do chruáidh sé a chroidhe, agus níor éisd riusan mar a dubhairt an tighearna.

16. Agus a dubhairt an tighearna re Maóisi, abair re hAáron, sín amach do shlat agus buáil luaithreadh a nfearainn go ndearntar miola di ar feadh chríche na hÉgipte uile.

17. Agus do rinneadar mar sin; óir do sín Aáron a lámh amach le na shlait, agus do buáil luáithreadh na talman, agus do rinneadh miola di a ndaoine agus a mbeathach: do rinneadh miola do luaithreadh na talman uile ar feadh chríche na hÉgipte.

18. Agus do thriallsadar na draoithe mar an ccédna le na ndroigheacht miola do chruthughadh, ach níor fhéadadar: mar sin do bhádar miola ar dhaoine agus ar beathach.

19. Ann sin a dubhradar na draoithe re Pháraó, sé so méur Dé; agus do chruáidheadh croidhe Pháraó, agus níor éisd riu, mar a dubhairt an tighearna.

20. Agus a dubhairt an tighearna re Maóise, éirigh súas go moch ar mai-

din,

ḋin, agus seas as coiṁe Pháraó, féuċ tiucfa sé amaċ ċum a nuisge, agus abair ris: mar so a deir an tiġearna, léig dom ṗobal imṫeaċt go ndéantaid serbhís damhsa.

21. Nó muna léigid tú dom ṗobal imṫeaċt, féuċ cuirfe mé saiṫe mioltóg ort féin, agus ar do seirbhiseaċaibh, agus ar do ṁuinntir, agus a steaċ ann do tiġṫib, agus béid tiġṫe na Négipteaċ lán do saiṫib mioltóg, agus mar an gcéadna an talaṁ ar a bfuilid.

22. Agus dealóca mé an lá sin fearann Gosen a gcoṁnuiġid mo ṗobal, naċ bia con traiṫe mioltóg ann sin, ar ċor go mbia a fios agadsa gur misi an tiġearna a meadhón an doṁuin.

23. Agus cuirfe mé roinn idir mo ḋaoinib féin agus do ḋaoine si: a máraċ biaſ an comharthaso.

*Eagna 16. 9.
24. Agus do riṅe an tiġearna mar sin, agus *táinic saiṫe doilġe mioltóg a steaċ go tiġ Pháraó, agus go tiġṫib a seirbhiseaċ, agus ar feaḋ ċríċe na hÉgipte uile: do truailleaḋ an talaṁ uile tréas an traiṫe mioltóg.

25. Agus do ġoir Pháraó ar Mhaóise agus ar Aáron, agus a dubhairt; éirgid, déanuid iodbhuirt do bhur nDia ann sa talaṁ.

26. Agus a dubhairt Maóisi, ni hiomċubhaid an ni sin re a ḋéanamh: óir isé an ni is aṫuamar do na hÉgiptib déuna siṅe iodbhuirt don tiġearna ar nDia: féuċ dá ndéanaid siṅe an ni is aṫuamar do na hÉgiptib iodbhuirt as coiṁe a súl, naċ ġéubaidis do ċloċaib orruinn?

27. Nacham aistiór thri lá do siubal san bfásaċ, agus do ḋéanam iodbhuirt don tiġearna ar nDia fa mar
*Caib. 3. 18. *aiṫeónus sé dhinn.

28. Agus a dubhairt Pháraó, léigfe mé ḋaoib imṫeaċt go ndearntaoi iodbhuirt don tiġearna bhur nDia san bfásaċ: amáin ni raċṫaoi a bfad; guidid ar mo son.

29. Agus a dubhairt Maóise, féuċ, raca mé amaċ uaid, agus guiḋfe mé an tiġearna go nimṫiġid na saiṫeaḋa mioltóg ó Pháraó, ó na seirbhiseaċaib agus ó na ṗobal a máraċ: aċ ná himreaḋ Pháraó cealg ni is mó, gan léigean don ṗobal imṫeaċt do ḋéanam iodbarta don tiġearna.

30. Agus do ċuáid Maóisi amaċ ó Pháraó, agus do ġuid sé an tiġearna.

31. Agus do riṅe an tiġearna do réir focail Mhaóise, ⁊ do aṫairrig na saiṫeaḋa mioltóg ó Pháraó, ó na seirbhfoġantaib, agus ó na ṁuinntir: nior fan con dioḃ.

32. Agus do ċruáduiġ Pháraó a chroiḋe a nuáise mar an gcéadna, agus nior léig don ṗobal imṫeaċt.

## CAIB. 9.

ANN sin a dubhairt an tiġearna re Maóise, éiriġ a steaċ go Pháraó, agus innis dó, is mar so a deir an tiġearna Dia na nEabhruiġeaċ, léig dom ṗobal imṫeaċt go ndéantaid serbhís damhsa.

2. Oir má ḋiultann tú léigean dóib imṫeaċt, agus go ccoiṁeóċaid tú fós iad.

3. Féuċ atá láṁ an tiġearna ar háirneis atá ar an macáire amuig, ar a neaċaib, ar na hassaluib, ar na cámalluib, ar na daṁuib, agus ar na cóiruib: biaid conach róḋoiliġ orra.

4. Agus dealóċaid Dia áirneis Israel ó áirneis na hÉgipte; agus ni raċa sinni is lé cloiṅ Israel déug.

5. Agus do órduiġ an tiġearna lá cinnte, dá ráḋ, a máraċ do ḋéana an tiġearna an ni si ann sa ḋúṫaiġ,

6. Agus do riṅe an tiġearna an ni sin ar na máraċ, agus fuaradar áirneis na tíre uile bás: as ni bfuáir éinbeaċ dáirneis na nIsraelach bás.

7. Agus do ċuir Pháraó fios amaċ, agus féuċ ni deaċaid con amáin

dhéag dáirnéis Israel. Agus do chrua-
ḋuiġeaḋ croiḋe Pharao, agus níor léig
don pobal imṫeaċt.

8. Agus a dubhairt an tiġearna re
Maoise agus re hAaron, glacaiḋ
ċuguiḃ lán glaice do luaiṫ na fuirnéi-
se, agus croiṫeaḋ Maoisi sin chum
nime a raḋarc Pharao.

9. Agus do ḋéuntar luaiṫreaḋh
mion de, ar feaḋ ċríċe na hÉgipte, a-
gus biaiḋ na briseaḋ amaċ a mbolguiḋ
ar ḋuine agus ar ḃeaṫaċ ar feaḋ ċríċe
na hÉgipte.

10. Agus do ġlacadar luaiṫh na
fuirnéise, agus do seasadar a laṫair
Pharao, agus do ċroiṫ Maoise suas
é ċum nime, agus do rinneaḋ bolgaċ ḋe
ag briseaḋ amaċ a lïnsaċ ar ḋuine agus
ar ainmiḋe.

11. Agus níor ḟéadadar na draoiṫe
seasam a laṫair Pharao do ḃríġ na
bolguiḋe; óir do bí an bolgaċ ar na
draoiṫiḃ, agus ar na hÉgiptiḃ uile.

12. Agus do ċruaḋuiġ an tiġear-
na croiḋe Pharao agus níor éisd riú,
* mar a dubhairt an tighearna re
Maoise.

13. Agus a dubhairt an tiġearna re
Maoise, éiriġ suas go moċ ar mai-
din, agus seas ar coinne Pharao, a-
gus abuir ris, is mar so a deir an
tiġearna Dia na nEbruiġeach, léig dom
ṗobal imṫeaċt go ndénaid seirbhis dam.

14. Óir cuirfe mé a nois mo ṗlága
uile ar do ċroiḋe, agus ar do ṡeirbhi-
seaċuiḃ, agus ar do ṁuintir, ċor go
mbia a ḟios agad naċ ḃfuil mo leiṫeid
eile san doman.

15. Óir a nois sínfe mé amach mo
láṁ, go mbuáiliḋ mé ṫusa agus do
ḋaoine lé pláiġ, agus gearrfuiġear ón
talam ṫú.

16. Agus go deimin is * uime so
do ṫóg mé ṫusa súas, ionnus go ttais-
beanfuinn ionnadsa mo ċumaċta, agus go
bfoillseoċuiḋ mainm ar feaḋ an domhain
uile.

17. Agus a nárduiġeann tusa fós
ṫú féin a naġaiḋ mo ṗobuil, naċ áil leat
léigean dóiḃ imṫeaċt?

18. Féuċ fá naimsa a márach cuirfe
misi, cloiċsneaċta roiṁór, a leiṫeid
naċ raiḃ sa nÉgipt ó ċruṫuiġeaḋ í, gus
a nuig.

19. Ar a naḋbharsin, fúagair anois
agus cruinniġ háirnéis, agus a bfuil
agad amuiġ sa machaire; óir a nuile
ḋuine, agus a nuile bheathach ar a
mbeurṫar ar an maċaire, agus naċ beur-
ṫar a baile, tiucfa an ċloiċsneaċta a
núas orra, agus do ġeabhaiḋ bás.

20. An té ar a raiḃ eagla bréiṫre
an tiġearna Dia a measg seirbhiseach
Pharao, tug fá deara dá ṡeirbhiseaċuiḃ,
agus dá áirnéis teiṫeaḋ a steaċ do na
tiġṫiḃ.

21. Agus an té ag naċ raiḃ suim
a mbreiṫir an tiġearna, do ḟág a
ṡeirbhisiġ, agus a áirnéis ar an ma-
ċaire.

22. Agus a dubhairt an tiġearna ré
Maoise, sín amaċ do láṁ ċum nime,
ionnus go mbia cloiċsneaċta ar feadh
ċríċe na hÉgipte ar ḋuine, agus ar
ainmiḋe, agus ar gaċ uile luiḃ san
maċaire, ar feaḋ críċe na hÉgipte uile.

23. Agus do sín Maoisi a ṡlat
amaċ ċum nime, agus do ċuir an ti-
ġearna tóirneaċ agus cloiċsneaċta, agus
táinic an teine ar feaḋ na talman,
agus do ḟear an tiġearna cloiċsneaċta
ar ċríċ na hÉgipte.

24. Mar sin do bí cloiċsneaċta a-
gus teine comaisce leis an gcloiċ-
ṡneaċta go ro ḋoiliġ, ionnus ċor naċ ttáinic
a leiṫeid a gcríċ na hÉgipte ó rinneaḋ
tír ḋí.

25. Agus do buáil an sneaċta ar
feaḋ ċríċe na hÉgipte, gach a raibh
amuiġ san maċaire idir ḋuine agus be-
ṫaċ, agus do buáil an sneaċta gaċ aon
luiḃ ar an maċaire, agus do bris gaċ
ḟléasgán ar an maċaire.

26. Amáin a bfearann Gosen mar a
rabadar clann Israel ní raiḃ cloich-
ṡneaċta ar biṫ.

27. Agus do ċuir Pharao fios ar
Mhaoisi agus air Aaron, agus do
ráiḋ riú; do ṗeacuiḋ mé a nuáirsi;
atá an tighearna fíréunta, agus
atáimsi

* Caib. 4. 21.
* Rómh. 9. 17.

atáimsi agus mo muinntir go holc.
28. Guidhidh an tigerna nach bia
ní is mó do tóirnnigh móir, nó do cloc-
sneacta; óir is lór a ndéarnad, agus
léigfe misi dhib, agus ní fanfaidh sib-
si nios sia.
29. Agus a dubhairt Maóisi ris,
comluath is racas misi amach as an
gcathraigh, leithneocha mé mo láma amach
chum an tigerna, agus scuirfidh an
tóirneach, agus ní bia ní is mó do
chloichsneachta; ar chor go naiteona tusa
* Psal. 24. 1. gur leis an ttigerna an * doman.
30. Ast ar do sonsa, agus ar son
do serbhiseach atá a fios agam nach
biaidh egla an tigerna Dia fós orraibh.
31. Agus do buáileadh an lion agus
a neórna, óir do bí a neórna a ndéis
agus an lion a mbolgaibh.
32. Ach níor buáileadh an cruithneacht
nó an segal: óir níor fásadar súas.
33. Agus do chuáidh Maóise amach
as an gcathraigh ó Phárao, agus do
leathnaigh amach a láma ar an ttigerna,
agus do scuireadar na tóirneacha, agus
an chloichsneacta, agus níor dóirteadh
a nfearthain ar an ttalam.
34. Agus a nuáir do chonnairc Phá-
rao gur scuir a nfearthain, an chloich-
sneachta, agus an tóirneach, do pheacaidh sé
tuilleadh fós, agus do cruadaigh a
chroidhe, é féin agus a serbhisigh.
35. Agus do cruaidheadh croidhe
Phárao, agus níor léig do chlannaibh
Israel imtheacht, mar do labhair an tigerna
re Maóise.

## Caib. 10.



Agus a dubhairt an tigerna
re Maóise, éirigh a steach
* Caib. 4. 21. go Phárao; óir do * chru-
adaigh misi a chroidhe, agus
croidhe a serbhiseach, ionnus
go ttaisbéanfainn iadso mo chomhar-
tada dá lathair.

2. Agus ionnus go ninneosfasa a
gcluasaibh do mic, agus mic do mic,
cioód iad na neithe do rinne misi sa Né-
gipt, agus mo chomhartada do rinne mé
na measg, ionnus go mbia a fios agaibh
gur misi an tigerna.
3. Agus táinig Maóise agus Aá-
ron a steach go Phárao, agus a dub-
radar ris, is mar so a deir an tigerna,
Dia na Neabhraidheach, gá fad bias
tú ag diultad tú féin d'umhlughad dom
lathair? léig dom pobal imtheacht go
ndéanaid serbhis dam.
4. Nó má diultan tú léigion dom
pobal imtheacht, féuch go ttiubhra misi a
márach, na * locuiste ann do tórann. * Eagna 16.9
5. Agus faileochaid siad aghaidh
na talmun, nach budh féidir le duine an
talam dfaicsin, agus iosfaid siad an
fuighioll do chuáid as don ní noch do mhair
agaibhsi ón chloichsneachta, agus iosfaid
gach uile chrann dar fás dibh as an tta-
lam.
6. Agus lionfaid siad do thighthe,
agus tighthe do muinntire, agus tighthe
na Négipteach uile; ní nach bfacadar ha-
thair, nó athair hathar ón ló fa rabhadar
ar an ttalam, gus a niugh: agus do
iompóigh sé é féin, agus do chuáidh
amach ó Phárao.
7. Agus a dubradar muinntir Phá-
rao ris; cá fad bias an fersa na
dul orrainn? léig do na dáoinibh imtheacht,
ionnus go ndéanaid serbhis don tigerna
a Ndia: nach bfuil a fios agad fós
gur milleadh a Négipt?
8. Agus tugad Maóise agus Aá-
ron a ris chum Phárao, agus a dubhairt
sé riu; imthighidh, déanaidh serbhis don
tigerna bhur Ndia: ach cia hiad féin
imeochus.
9. Agus a dubhairt Maóise ris,
imeochum maille re ar nógaibh, agus
re ar senaibh, maille re ar macaibh.
agus re ar ninghenaibh, maille re ar
ttréadaibh agus re ar ndealbhadaibh imeo-
chum: óir caithfem fleadha congmáil don
tigerna.
10. Agus a dubhairt seision riu:
bíodh an tigearna mar sin libhsi, fa
mar

mar léigfes mise dhibse imtheacht, agus
dá bhur nógaibh: féchaidh, atá olc roimhibh.

11. Ni mar sin: imthighidh sibhse a
nois atá bhur bfearaibh agus déanaidh
seirbhis don tighearna: óir isé sin do
iarrabhair: agus do cuireadh amach iad
as lathair Pháraó.

12. Agus a dubhairt an tighearna re
Maóise, sín amach do lámh ós cionn
chrice na Hégipte, do thabhairt na ló-
cuiste ann, ar chor go ttiucfaid suas
ar thalamh na Hégipte; agus go ni-
thid gach uile luibh ar an ttalamh, a nuile
ni dár fhág an chloichshneachta.

13. Agus do sín Maóise a shlat
amach ós cionn chrice na Hégipte, agus
tug an tighearna gaoth a noir ar an
ttalamh, feadh an laoi sin, agus ar feadh
na hoidhche sin uile; agus iar dtecht
na maidne, tug an ghaoth a noir ló-
cuiste ann.

14. Agus do chuadar na lócuiste
suas ar feadh chrice na Hégipte uile,
agus do fhosadar a ttóranaibh na Hé-
gipte uile, do budh ro-dhoilig iad: ni
raibh a leitheid do lócuistibh rompa a
riamh, agus ni mo bias a leitheid na
ndiaigh.

15. Oir do fholchadar aghaidh na
talman uile, ionnus gur dorchuigheadh an
talamh uile, agus a duadar gach uile
luibh ar an ttalamh, agus uile thoradh
na gcrann, noch do fhág an chloichshneachta,
agus nior fhan einni glas ar na
crannaibh, nó a luibhibh na talman ar feadh
chrice na Hégipte uile.

16. Ann sin do ghoir Pháraó ar
Mhaóise agus ar Aáron go deithfreach,
agus do ráidh: do pheacaidh mé a nagaidh
an tighearna bhur Ndia, agus bhur na-
ghaidhsi.

17. Anois ar a nadhbharsin iarraim
dathchuinghe ort, maith mo pheacadh a nénu-
áirse amháin, agus guidhidh an tighearna
bhur Ndia, go mbeireadh se amháin an
bás so uaim.

18. Agus do chuaidh se amach ó
Pháraó, agus do guidh an tighearna.

19. Agus do iompóidh an tighearna
gaoth ro láidir a niar, noch rug lé na
lócuistigh, agus do theilg san mhuir
ruaidh iad: nior fhan énlócuist amháin
a gcrich na Hégipte uile.

20. Achd do chruadhuigh Dia croidhe
Pháraó, ionnus nár bháil leis léigion
do chloinn Israel imtheacht.

21. Agus a dubhairt an tighearna re
Maóise, sín amach do lámh chum nimhe,
ionnus go ttiucfadh dorchadas tar chrich
na Hégipte, dorchadas bhus éidir do
ghlacadh.

22. Agus do sín Maóisi a lámh
chum nimhe, agus do bhí dorchadas tiugh
ar feadh chrice na Hégipte uile ar feadh
thri lá.

23. Ni facadar duine aca a chéile, ni
mó do éirigh éanduine aca as áit ar
feadh thri lá, * achd do bhí solus ag cloinn * Eagna 18.1
Israel ann a náitibh féin.

24. Agus do ghoir Pháraó ar
Mhaóisi, agus a dubhairt, imthighidh déanaidh
seirbhis don tighearna: amháin coimhigh-
thear bhur ttréada, agus bhur nealbhadha;
éirgheadh bhur ndaoine óg mar an gcéadna
libh.

25. Agus a dubhairt Maóise, caithfe
tú mar an gcéadna iodhbairt agus
ofráil loisge do thabhairt dúinn, le nadh-
namh iodhbairt don tighearna ar Ndia.

26. Rachaid ar nainmhínthe linn mar an
gcéadna, ni fuigfem ionga ar ndiaigh:
óir is díobh sin caithfem do ghlacadh
chum seirbhíse do dhéanamh don tighearna
ar Ndia; agus ni feas duinn creud leis
a ndéanam seirbhis don tighearna, nó go
ttigem ann sin.

27. Achd do chruadhuigh an tighearna
croidhe Pháraó, agus nior bháil leis
léigion dóibh imtheacht.

28. Agus a dubhairt Pháraó ris,
imthigh uaim, bí ar do choimhéad duit féin,
ná faic mo ghnúis nios mó; óir an lá
sin do chifeas tú mo aghaidh do gheba tú
bás.

29. Agus a dubhairt Maóise, is
maith do labhair tú, ni faicfe mé haghaidh
a ris nios mó.

## CAIB. 11.

AGus a dubhairt an tighearna ré Maóise; do bhéara mé fós plaigh amháin eile air Pharao agus air a Négipt: na dhiaigh sin léigfidh sé dhibh imtheacht as so: a nuáir léigfidh sé dhib imtheacht, dingfidh sé go deimhin as so amach go hiomlán sib.

2. Labhair a nois a néisdeacht an pobail, agus fagadh gach fear ó na chomharsain, agus gach bean ó na comharsain * seóid airgid, agus seóid óir.

*Caib. 3. 22. & 12. 35.

3. Agus tug an tighearna fabhar don phobal a radharc na Négipteach: ós a cionn sin do bhí an tóglach,* Maóise, ro mhór a ccríc na Hégipte, a radharc mhuintire Pharao, agus a radharc an phobail.

*Ecclus 45. 1

4. Agus a dubhairt Maóise, is mar so a deir an tighearna, timcioll * meadhóin oidhche, racha mé amach a láir na Hégipte.

*Caib. 12. 29.

5. Agus do gheba céidgin gach uile dhuine air fud na Hégipte bás: ó chéidghin Pharao noch shuidheas air a chathaoir rioga, go céidgin an chailin tseirbhise atá air chúl an mhuilinn; agus céidghin a nuile beathaigh.

6. Agus béidh comhgháir air fud chríche na Hégipte uile, ris nach raibh a leitid, agus nach bia a leitid ni is mó go bráth.

7. Achd ni chorróchaidh madradh a theangadh a nagaidh duine do chloinn Israel, a nagaidh duine nó beathaigh, air chor go mbia a fios agaibh cionnus chuirios Dia idirdhealadh idir na Hégiptibh agus Israel.

8. Agus iad so do sheirbhisighe uile, tiucfaid siad sios chugamsa, agus cromfaid iad féin sios damhsa, dá rádh, eirigh amach agus a nuile pobal leanas tú; agus na dhiaigh sin, racha misi amach: agus do chuáidh sé amach ó Pharao a lasadh ré feirg.

9. Agus a dubhairt an tighearna ré Maóise: ni éisteóchaidh Pharao riotsa ionnas go méideochthaoi mo iongantasa a ccrích na Hégipte.

10. Agus do rinne Maóisi, agus Aaron na hiongantasa uile a lathair Pharao, agus do chruáidhuigh an tighearna croidhe Pharao, ionnus nár léig do chloinn Israel imtheacht amach as a dhuthaidh.

## CAIB. 12.

AGus do labhair an tighearna re Maóise, agus re Haaron a gcrich na Hégipte, dá rádh;

2. Is í an mhí se bhias agaibhsi na tosach mios, is í bus céad mhí don bhliadhain dhíbh.

3. Labhraidhsi re comhthionól Israel uile, ga rádh, an deachmhadh lá don mhí se glacfaidh siad chuca gach uile dhuine aca || uan do réir tighe a naithreach, uan air son gach éintighe.

|| Na meannan.

4. Agus má bhíonn an teaglach ro bheag do nuan, glacadh seision é agus a chomharsa is foigse dá thigh do réir uimhre na nanman; do bhéaraidh gach aon duine do réir mar ioslas sé do chuntas air son a nuáin.

5. Biáidh bhur nuáin gan toibhéim, firionnach don chéidbliadhain: beirfidhe ó na caoirchibh nó ó na gabhraibh é.

6. Agus coimheochthaoi agaibh é go nuige an ccethramhadh lá déag don mhí chédna: agus marbhfaidh comhthionól iomlán pobail Israel é tráthnóna.

7. Agus glacfaid siad cuid do nfuil, agus buáilfid í air dá ursoinn agus air fárdorus na ttighthe a níosfaid siad é.

8. Agus iosfaid siad a nfeóil a noidhche sin: rósta ré teinidh, 7 arán gan laibhin, re [luibheannaibh] searbha iosfaid siad é.

9. Ná

9. Ná hithidh sinni dhe amh, nó bruithe
le huisge ar snéor, acht rósta le te-
inidh, a cheann maille re na chosa, agus
maille re a mbeannán fós.
10. Agus ní fuigfidhe sinni de go
maidin, agus an méid bias gan ithe de
go maidin loisgfidhe é le teinidh.
11. Agus is mar so iosthaoi é:
maille re bur bfordhroinnibh crioslaigh-
the, bur mbróga ar bur ccosaibh, agus
bur mbata an bur láimh, agus iosthaoi
go deithneasach é; is é cáisg an tighearna é.
12. Oir racha misi tré chrích na
Hégipte a nois, agus buailfead a nuile
chéidghin san Négipt idir dhuine agus
beathach, agus daimhdheóin uile Dhée na
Hégipte cuirfead breitheamhnus a gcrich:
as misi an Tighearna.
13. Agus biaidh an fuil agaibhse
mar chomhartha ar na tighthibh a mbeithí,
agus a nuáir do chife misi an fhuil, ra-
cha mé thorruibh, agus ni bia an pláigh
oruibh da bur marbhadh, a nuáir buail-
fes mé crioch na Hégipte.
14. Agus biáidh an lá sa agaibhsi
mar chuimhne; agus coimhdeochthaoi é mar
fheusda don tighearna ar fead bur sliocht-
ghuil; coimhdeochthaoi é mar fheusda ma-
ille re hórdughadh síorruidhe.
15. Seacht lá iosthaoi arán gan laibhin:
eadhon an ched lá cuirfidhe amach an
laibhin as bur ttighthibh: óir cidh bé
ar bith iosas arán laibhin ón ched lá go
nuige an seachtmhadh lá, gearrfuighear amach
an tanam sin ó Israel.
16. Agus an ched lá biaidh agaibh
comhghairm naomhtha, agus san seachtmhadh lá
comhghairm naomhtha mar an ccéadna: ní dhén-
tar éinghné oibre ionnta: acht amháin an
ni chaitfeas gach aondhuine dhiobh, sin amháin
is éidir libh a dhéanamh.
17. Agus coimhdeochthaoi feusda a
narain gan laibhin, óir is ann sa ló
chéadna sin tug misi bur sluagh amach
as crích na Hégipte; uime sin coimhé-
udfaoi an lá sa fead bur sliocht maille
re hórdughadh síorruidhe.
18. * Ann sa chéad mí ar an cceath-
ramhadh lá déug don mhí trathnóna ios-
thaoi arán gan laibhin, nó go tti an
taonmhadh lá fichiod don mhí trathnóna.

* Lebhit.23.5 Uibhr.28.16.

19. Ar fead seacht lá ní fuighthear lai-
bhin ar bith an bur ttighthibh: óir gidh bé
ar bith iosas arán laibhin, gearrfuighear
go háirighe an tanam sin amach ó choim-
thionól Israel, madh coimhightheach é nó duine
rugadh san tír.
20. Ni iosthaoi sinni ar a mbia lai-
bhin: an bur nuile thighthibh iosthaoi arán
gan laibhin.
21. Ann sin do ghoir Maóisi ar uile
shinnsir Israel, agus a dubhairt riu:
Tighidh amach, agus glacaidh chugaibh uan
do réir bur muinntire agus marbhaidh an
tuan-cáisg.
22. Agus glacaidh ceanglachán io-
sóipe, agus tumaidh é san bhfuil, noch
bias ann sa baisín, agus buailidh an
fárdorus, agus an dá ursuinn leis an
bhfuil bias ann sa baisín, agus ni rachaidh
aondhuine agaibh amach as dorus a thighe
go maidin.
23. Oir rachaidh an tighearna ar fad
do bhualadh na Hégipte; agus a nuáir
do chife sé an fhuil ar a bhfárdorus, a-
gus ar a dá ursain, geubhaidh an tighear-
na tar a ndorus, agus ni léigfe don
milltheóir teacht a steach ann bhur ttighthibh
dá bur mbualadh.
24. Agus coimhéochthaoi so mar ór-
dughadh daóibh féin agus dá bur ccloinn
go bráth.
25. Agus teigeomhaidh, a nuáir thi-
ucfaidhe ann sa dúthaigh beurus an ti-
ghearna dhibh do réir mar do gheall sé,
go ccoimhdeochthaoi an tseirbhise.
26. * Agus teigeomhaidh a nuáir a
dearas bur cclann ribh: cidh as ciall
daóibh ann so tseirbhise?
27. Go naibeorthaoisi gurob í sin
iodhbairt cháisg an tighearna, noch do sheach-
ain tighthe chloinne Israel san Négipt,
a nuáir do buail sé na Hégiptigh, a-
gus do shaor ar dtighthe; agus do
chromadar an pobal a ccinn, agus do
adhradar an tighearna.
28. Agus do imthigheadar clann Is-
rael, agus do rinneadar mar do aithin
an tighearna do Mhaóisi, agus do
Aaron: is mar sin do rinneadar.
29. * Agus táinic a ccrich san
meadhón

* Eabhr.11.28.
* Jos.4.6.
* Caib.11.4.

meaḋon oiḋċe gur buail an tiġearna a
*Egna 18. 11. nuile ċéidġin san Négipt, * ó ċéidġin
Pháraó noċ do ṡuiḋ na ċaṫaóir ríoġa,
go céidġin na bráiġde do bi san
ṗríosún, agus a nuile ċéidġin na
hainnéiṡi.

30. Agus do éiriġ Pháraó san
noiḋċe, é féin agus a ṡeirḃísiġ uile,
agus na Hégiptiġ uile, ⁊ do bi gáir
ġuil móir san Négipt: óir ní raib tiġ
gan duine marḃ ann.

31. Agus do ġoir sé ar Mhaóise
⁊ ar Aáron san noiḋċe, agus a duba-
irt riú, éirġiḋ suás, agus imtiġ
amach ó beiṫ a measg mo Phobail,
sib féin agus clann Israel: ⁊ éirġiḋ,
déanaiḋ seirbis don tiġearna mar a
a dubrabair.

32. Mar an gcéadna beiriḋ bur
ttréoda agus bur nealbhaḋa lib, mar
a dubrabair agus imtiġiḋ: agus
beannuiġiḋ misi mar an gcéadna.

33. Agus do bádur na Hégiptiġ
ag éigniuġaḋ ar an bpobal cum go
gcuirdís amach as a talam iad, go
deiṫnesach: óir a dubradar, as
daóine marḃa sinn uile.

34. Agus rugadar na daóine a
ttáos leó, sul do bi sé a laibin,
⁊ mbeiṫ dá loistib fuinte ceangailte
suas a néadaiġib ar a ngúailib.

35. Agus do riġnedar clann Israel
do réir bréiṫre Mhaóise, agus do air-
*Caib. 3.22. and 11.2. licedar óna Hégiptib * seóid airgid
agus seóid óir, agus éaduiġe.

36. Agus tug an tiġearna fabar
don pobal a bfiaḋnuise na Négiptéċ,
ionnus go ttugaidís dóib na neiṫe do
iarradar orra; agus do sladadar na
Hégiptiġ.

*Vibhr.33.3. 37. Agus do ġluáiseadur clánna
Israel ó Rameses go Succot timcioll
sé ċéd míle fear dá ccois, taob
amuiġ do leanbuiḃ.

38. Agus do ċuadar mórán daoine
cumaisce leó suás, agus tréoda agus
ealbaḋa, romóran áinnéise.

39. Agus do bruiteadar baiġena
gan laibin don táos noċ tugadar leó
amach as a Négipt, óir ní raib laibin
ann: óir do diongeadh amach as a Né-
gipt iad, agus níor féadadar fri-
reach, ní mó do ullmuiġeadar biaḋ ar
bit dóib féin.

40. Agus cuáirt cloinne Israel,
noċ do ċomnuiġ san Négipt, * bá cei- *Gein.15.13. Gniomh.7.6.
ṫre ċéad, agus triocad bliaḋan é. Gal. 3.17.

41. Agus * tárla ar gcrioċnugaḋ
na gceiṫre ccéad agus na ttríoċad
bliaḋan, an lá sin féin, go ttáinic a
gcriċ gur imtiġeadar sluaġ an ti-
ġearna uile amaċ as a Négipt.

42. Is oiḋċe sin re coiméad go
mór don tiġearna, ar son a tta-
bairtsion amaċ as crić na Hégipte:
sí so a noiḋċe sin an tiġearna re na
coiméad ag clannuib Israel uile ann a
ngeinealaċuib.

43. Agus a dubairt an tiġearna re
Mhaóise, agus re Háaron: sé so or-
duġaḋ na cásg: ní íosaiḋ, coimiġ-
ṫeċh ar biṫ de.

44. Ach seirbiseach gach áonduine,
ceinneaċtar ar airgeaḋ, a nuair timcill-
ġearfus tú é, ann sin iosaiḋ sé de.

45. Fear ċnuáise nó seirbiseach
tuarusdail ni iosuiḋ sé de.

46. A néntiġ amáin iostar é; ní *Vibhr.9.12.
béura tú éinni do ḟeóil amaċ as a Eoin.19.36.
tiġ, ní mó * brisfiḋe cnáim de.

47. Do déanaiḋ coimtionol cloinne
Israel uile é.

48. Agus a nuair do ḋéana coimi-
ġṫeċh comnuiġe ad ḟocair, agus
coimeodas an cháisg don tiġearna:
timcillġearṫar a ċlann mac uile, agus
ann sin tigeḋ a bfogus agus coimedaḋ
é, agus biaiḋ sé mar don beirṫar san
tír: óir ní iosuiḋ duine gan timcill-
ġearraḋ é.

49. Endliġeḋ amáin biás ag an té
beirṫar san tír, agus agan ccoimiġṫeċ
ċomnuiġe bur bfocair.

50. Marso do riġnedur clann Isra-
el, fa mar do aiṫin an tiġearna do
Mháoise agus do Aáron; mar sin do
riġnedur.

51 Agus tárla an lá sin féin, go
ttug an tiġearna clann Israel amaċ as
a Négipt re na sluáġuib.

## CAIB. 13.

AGus do labhair an tighearna re
Maóise, ag rádh.
2. * Coisrig damhsa gach
én chéidghin; gidh bé ar bith
foisceolus an bhrú a measc chloinne Is-
rael, idir dhuine agus beathach, is li-
omsa é.

*Caib. 22. 29. & 34. 19. Lebhit. 27. 26 Uibhr. 3. 13. & 8. 16. Luc. 2. 23.*

3. Agus a dubhairt Maóisi ris an
bpobal, cuimhnighidh an lá so a ttan-
gabhabhair amach as a Néigipt as tigh na
daóirse: óir is maille re neart láimhe
thug an tighearna amach sibh as a náit-
se: ni hiostar arán laibhin.
4. San ló aniugh tangabhbhar amach,
a mí abib.
5. Agus teigeómhaidh a nuair bheurus
an tighearna sibh go crich na Gcana-
nitech, agus na Hititech, agus na
Namoritech, ⁊ na Hibitech, agus na
Iebusitech, noch do mhionnaigh sé dod
aithribhsi go ttiubhradh dhuit fearann
fa thuile bainne agus mhela, go
gcoimhédfaidh tú an tseirbhisi ann sa
mhísse.
6. Seacht lá iósas tú arán gan lai-
bhin, agus ann sa seachtmhadh lá, biaidh lá
sollamhain don tighearna.
7. Arán gan laibhin iósthar seacht lá,
agus ni faicfidhear arán laibhin agad,
agus ni mó cifidhear laibhin agad ann do
cheathramhnaibh uile.
8. Agus innéosa tú dod mhac ann sa
ló sin ag rádh, [do rinnedhso] do chionn
an neithe do rinne Dia riumsa, a nuair
táinic mé amach as a Néigipt.
9. Agus biaidh mar chomhartha dhuitsi
ar do láimh, agus mar chuimhne eidir do
shúilibh, ionnus go mbia dlighedh an ti-
ghearna ad bheul: óir is lé láimh láidir
thug an tighearna amach as a Néigipt tú.
10. Coimhdeocha tú ar a nadhbhursin
an tórdughadhsa na am féin ó bhliadhain
go bliadhain:
11. Agus teigeomhaidh a nuair bheu-
rus an tighearna tú go crich na Gcan-
anitech, fa mar mhionnaidh sé dhuit féin
agus dod aithribh, agus do bheura sé
dhuit é;
12. * Go gcuirfe tú ar leith don
tighearna, a nuile ghein oscluis an bhrú,
agus a nuile chloidhuimhe tig ó bheathach,
noch is leatsa, na firionnaigh is leis an
ttighearna.

**Caib. 22. 29. & 34. 19. Ezech. 44. 30.*

13. Agus gach en chéd searrach as-
sail fuáisgeóla tú é le huan, agus
muna fuasglair é, ann sin brisfe tú
a mhuinéul: agus a nuile chéidghein bhfear-
thair do dhuine a measg do chloinne, fuáis-
geóla tú é.
14. Agus biaidhsin a nuair fhiafró-
cas do mhac diot sa naimsir atá ag
teacht, ag rádh, creud é so? go naibeóra
tú leis, le neart láimhe thug an tighear-
na sinne amach as a Néigipt ó thigh na
daóirse.
15. Oir tárla a nuair fár dhear-
caigh le Pháraó léigean dhuinn imtheacht gur
mharbh an tighearna a nuile chéidghin a
ccrích na Héigipte, araon céidghin an
duine agus céidghin a nainmhidhe: uime
sin do nim iodhbhairt don Tighearna, a
nuile firionnach fosclas an bhrú, ach
céidghin mo chloinne fuasglaim.
16. Agus biaidh na comhartha ar do
láimh, agus mar chuimhneachán idir do shú-
lib: óir lé neart láimhe thug an tighear-
na amach sinn as a Néigipt.
17. Agus tárla, a nuair do léig
Pháraó don Phobal imtheacht, nach ar
threóraigh Dia iad tré slighe na bhphi-
listinech, gidh go raibh sin aitheara:
óir a dubhairt Dia, deagla go tteigeó-
madh go mbia aithreachus ar an bpobal
a nuair do chifidis cogadh, agus go
bhfillfeidis do Néigipt.
18. Ach do threóraigh Dia an pobal
fá ccuáirt tré slighe fásaigh na ma-
ra ruáidhe, agus do chuadar clann Is-
rael suas eidighthe amach as crich na
Héigipte.
19. Agus rug Maóisi cnámha Ió-
seph leis: óir thug sé mionna ar chloinn
Israel ag rádh, tiucfa * Dia go dei-
mhin dá bhur bhfiosrughadh, agus beur-
thaoi mo chnámhasa as so libh.

**Gein. 50. 25 Jos. 24. 32.*

20. Agus

*Vibhr. 33.6. 20. Agus do *ġluáiseadar ó Suc-
coth, agus do ṡuiġeadar foslungphort
a Netam, a nimeal an ḟásaiġ.

21. Agus do ċuaiḋ an tiġearna
*Vibhr. 14.14 Deut. 1.33. Ps. 78. 14. 1 Cor. 10. 1. * rompa san ló a bpileir néill, do ṁú-
naḋ na sliġeḋ dóibh, agus sa noiḋche
a bpileir tineḋ, do ṫabhairt soluis dóibh,
do imṫeacht do ló agus doiḋċe.

22. Níor ċoimiġ sé úaṫa an pi-
*Nehe. 9.19. léir néill san ló, nó an *piléir tineḋ
sa noiḋċe, as ḟiaḋnuise an phobail.

---

## CAIB. 14.

AGus do labhair an tiġearna ré
Maoise, ag ráḋ.
2. Labhair ré cloinn Israel
go bpillid, agus go ndéan-
*Vibhr. 33.7. naid campa as coiṁe *Phiha-
hiroth, eidir Migdol, agus an ḟairge,
ṫall ar aġaiḋ Baal-sephon; as a
ċoiṁe do ḋéantaoi campa láiṁ ris an
ḃfairge.

3. Oir a déara Pháraó a ttaob
ċloinne Israel, atáid siad ar seaċrán
san tír: do iaḋ an fásach na ttim-
ċioll:

4. Agus cruáiḋeoċa mise croiḋe
Pháraó, ionus go leanfaiḋ sé iad, a-
gus do ġebhadsa glóir a ttimċioll
Pháraó, agus a ṡlóiġ uile; con go
mbia a fios ag na Hégiptiḃ gur mé
an tiġearna: agus do ṡuiġeadar sin.

5. Agus do hinniseaḋ do Riġ na Hé-
gipte gur teiṫeadur an pobal: agus
do ċlaoċlóiḋeaḋ croiḋe Pháraó agus a
ṁuintire a naġaiḋ an phobail, agus
a dubhradar, créd fá ndearnamar so?
as ar léigeamar Israel d'imṫeacht as ar
seirbhís.

6. Agus do réiġiḋ sé a ċar-
bad, agus rug a ṁuintir leis.

7. Agus rug leis sé ċéd carbad
toġṫa, agus carbuid na Hégipte uile,
agus ceannfeḋna os cionn gaċ éanċoda
ḋiobh.

8. Agus do ċruáiḋiġ an tiġearna
croiḋe Pháraó Riġ na Hégipte, agus
do ġluais sé a ndiáiġ ċloinne Israel:
agus do ċuadar clanna Israel amach
lé láiṁ áird.

9. As do leanadar na *Hégiptiġ *Jos. 24.6. 1 Mac. 4.9.
na ndiáiġ, (eich agus carbaid Phá-
raó, agus a ṁarcṡluaġ agus a ṡlú-
aġ uile) agus rugadar orra a ccam-
pa cois na fairge, ré taoibh Pihahiroth
as coiṁe Baal-sephon.

10. Agus a nuair táinic Pháraó
láiṁ riu, do ṫógbadar clann Israel a
súile súas, agus féuċ do ṡiuḃluidur na
Hégiptiġ na ndiáiġ, agus do ḃádur-
san lán deagla: agus do éiġeadur
clann Israel ar an ttiġearna.

11. Agus a dubhradar re Maoise,
do ċionn nach rabhadar uaiġe sa Né-
gipt tug tú leat sinn ḋfaġáil báis san
ḃfásach? créd fá ndearna tú marso
rinn, ar ttabhairt amaċ as a Négipt?

12. *Nach é so an focal do in- *Caib. 6. 9
seamar ḋuit sa Négipt, ag ráḋ, léig
ḋúinn seirbhís a ḋéanam do na Hégiptiḃ,
óir do ḃfearr ḋúinne seirbhís do ḋéanaṁ
do na Hégiptiḃ, ná bás ḋfaġáil san
ḃfásach.

13. Agus a dubhairt Maoise ris an
bpobal, ná bíoḋ eagla oraiḃ, fanaiḋ
bhur seasaṁ, agus féuċaiḋ tárṫáil an
tiġearna, noċ taisbéanfas sé ḋíbh a
niuġ: óir na Hégiptigh do ċonċabhair
a niuġ, ní faicfiḋe iad a ris go bráṫ.

14. Troidfiḋ an tiġearna ar bhur
son, agus beiṫi se bhur ccoṁnuiḋe.

15. Agus a dubhairt an tiġearna
re Maoise, créad fa néiṁġeann tú orum-
sa? abair ré cloinn Israel dul ar a
naġaiḋ.

16. As tógsa súas do ṡlat,
agus sín amach do láṁ ós cionn na
fairge, agus roinn í: agus imeoċaiḋ
clann Israel ar talum tirim tré lár
na fairge.

17. Agus féuch cruáiḋeoċaiḋ mise
croiḋe na Négiptach, agus leanfaiḋ
iad, agus do ġebhadsa glóir a ttim-
ċioll Pháraó, agus a ṡlóiġ uile, agus
ar a ċarbadaiḃ agus ar a ṁarcṡluaġ.

18. Agus aitheonaid na Hégiptigh gur mé an tighearna, a nuair do gheaba mé onóir ar Pharao, ar a charbadaibh agus ar a mharcsluagh.

19. Agus aingel Dé noch do bhí roimhe champa Israel, do atharraigh sé, agus do chuaidh na ndiaigh.

20. Agus tainic idir campa na Negiptech agus campa Israel, agus do bhí na néull, agus na dorchadas dóibh súd, agus na sholus dóibh so sa noidhche, ionnus nach dtainic cechtar diobh a ngar a chéile ar fedh na hoidhche.

21. Agus do shín Maóise a lámh amach ós cionn na fairrge, agus tug an tighearna ar an bhfairrge dul (ar a hais) le gaoith láidir a noir ar fedh na hoidhche sin, agus do rinne a bhfairrge na talamh tirim, agus do* roinnedh na huisgidhe.

* Jos. 4. 23. Psal. 1. 3.

22. *Agus do chuadar clann Israel a lár na fairrge ar an ttalamh tirim, agus do badhuir na huisgidhe na mballa dóibh ar a láimh dheis agus ar a cclé.

* Psal. 18. 13. 1. Cor. 10. 1. Heb. 11. 29.

23. Agus do lenadar na Hégiptigh iad, agus do chuadar na ndiaigh go lár na fairrge, eadhon eich Pharao uile, a charbaid, agus a mharcsluagh.

24. Agus tainic timchioll faire na maidne gur fheuch an tighearna ar shluaghaibh na Negiptech tríd an bpiléir teinedh, agus an néull, agus gur buaidhir sluagh na Negiptech.

25. Agus do bhen a mac roithleán na gcarbad, gur tairngedar iad go trom, ionnus go ndubhradar na Hégiptigh, teithemaoid as láthair Israel: óir atá an tighearna ag troid ar a son a naghaidh na Negiptech:

26. Agus a dubhairt an tighearna re Maóisi, sín amach do lámh ós cionn na fairrge, ionnus go ttigid na huisgidhe a rís ar na Hégiptibh, ar a ccarbadaibh, agus ar a marcsluagh.

27. Agus do shín Maóise a lámh amach ós cionn na fairrge, agus do fhill a bhfairrge iona neart féin a nuair do soillsigh an mhaidin, agus do teithedar na Hégiptigh na haghaidh: agus do báith an tighearna na Hégiptigh * a lár na fairrge.

28. Agus do filleadar na huisgidhe, agus do folchadar na carbaid, agus an marcshluagh, agus sluagh Pharao uile, noch tainic san bhfairrge na ndiaigh: níor fágbhadh fínnech díobh [na bheathaidh.] * Psal. 106. 11

29. Agus do imthigheadar clann Israel ar talamh tirim a lár na fairrge, agus do badhuir na huisgidhe na mballa dóibh ar a láimh dheis, agus ar a cclé.

30. Mar so do shaor an tighearna Israel an lá sin as lámhaibh na Negiptech, agus do chonnairc Israel na Hégiptigh marbh ar thráigh na fairrge.

31. Agus do chonnairc Israel an obair mhór sin do rinne an tighearna ar na Hégiptibh, agus do bhí eagla an tighearna ar an bpobal, agus do chreideadar an tighearna, agus a sheirbhíseach Maóise.

## CAIB. 15.



n sin do ghabh* Maóise, agus clann Israel an dánsa don tighearna, agus do labhradar, ag rádh, geubha mé dán don tighearna; óir rug sé buaidh go glórmhar, an tech agus an marcach do theilg sé san bhfairrge.

* Eagna 10. 20.

2. Asé an tighearna mo neart agus mo dhán, agus do bhí sé na thárrthail dam: is eision mo Dhia, agus do ollmhuigh mé áit comhnaighe dhó; Dia m'athar, agus árdeocha mé é.

3. Is fer cogaidh an tighearna; sé an tighearna is ainm dó.

4. Do theilg sé carbaid Pharao, agus a shluagh san bhfairrge: atáid fós a chaiptínigh toghtha báite san mhuir ruaidh.

5. Do folchadar na haigeín iad, do shíogadh aníos ar iad mar chloich.

6. Do

6. Do rinne do lámh dheas, ó a thighearna, glórmhar a ccumas: do bhris do lámh dheas, ó a thighearna, an námhaid na mbloghaibh.

7. Ré méud hoirdheirceas do chlaoidh tú iad, noch do éirigh suas ad aghaidh: do chuiris tú tesrag amach, noch do chnáoi iad mar chonlach.

8. Agus le séideadh do shróna do cruinnigheadh na huisgidhe a ccionn a chéile: do sheasadar na tuilte suas mar chruaich, agus do cengladh dá chéile na haigéin a ninmheadhon na fairrge.

9. A dubhairt an námhaid, leanfad, beirfead orra, roinnfead a ndáil; sásfaidhear mantoil orra, tairrngeongad mo chloidheamh, sgriosfaidh mo lámh iad.

10. Do shéid tú le do ghaoith, do folaigh an fhairrge iad: do chuadar faoi amhail luaidhe an sna huisgidhibh láidire.

11. Cia as cosmhuil riot, a thighearna, a measg na ndéé: cia as cosmhuil riot, glórmhar a naomhthachd, eaglach a moltuibh, ag déanamh iongantas.

12. Do shín tú amach do lámh dheas, do shluig an talamh iad.

13. Do threóruigh tusa ann do thrócaire an pobal noch do fhuasgail tú: rug tú eolus dóibh ann do neart chum háitribh náomhtha.

* Deut. 2. 25. Jos. 2. 9.

14. Cluinfid an * pobal agus biaidh eagla orra: geubha dobrón greim an áitreabhaibh Phalestina.

15. Ann sin béid Diúcaidhe Edom lán diongantus: daoine cumhachdacha Moab, geubhaidh crith greim orra: leighfid áitreabhaigh Chánaan uile.

* Deut. 9. 29. Ps. 2. 5.

16. Tuitfid * uamhan agus eagla orra: le méid do láimhe béid siad cosmhail mar chloich, no go ndeachaidh do phobalsa thairis, a thighearna, no go ndeachaidh an pobal tairis, noch do cheannaigh tusa.

17. Do bhéara tú a steach iad; agus suidheocha tú iad a sliabh hoighreachda: ansa náit, a thighearna, do rinne tú dhuit féin chum comhnuighe ann: ansa sanctóra, a thighearna, noch do daingnigheadar do lámha.

18 Biaidh an tighearna a rioghachd go saoghal na saoghal.

19. Oir do chuaidh each Pharao a steach gon a charbadaibh, agus gon a mharcsluagh san bhfairrge, agus tug an tighearna uisgidhe na fairrge a rís orra: ach do imthigh clann Israel ar talamh tirim a meadhon na fairrge.

20. Agus Miriam an bhanfháidh, deirbhsiúr Aaron, do ghlac sí tiompán na láimh, agus do chuadar na mná uile amach na diaigh maille re ceol agus re damhsa.

21. Agus do fhreagair Miriam iad, canaidh don tighearna, oir rug sé buaidh go glórmhar; an teach agas an marcach do theilg sé san bhfairrge.

22. Mar sin tug Maóise Israel ón mhuir ruaidh, agus do chuadar go fásach Sur, agus do shiubhlaigheadar trí lá san bhfásach, agus ní fhuaradar uisge.

23. Agus a nuair tangadar go Marah, níor fhéadadar uisgidhe Mharah ól; oir do bhádar searbh: uime sin tugadh [1] Marah dainm air. 1 Searbhus.

24. Agus do rinne an pobal munbar a naghaidh Mhaóise, ag rádh, créd ibhiom.

25. Agus do éigh seision ar an ttighearna, agus do thaisbéin an tighearna * crann dó, noch a nuair do chaidh sé is na huisgidhibh, do rinneadh na huisgidhe milis: ansin do rinne sé reacht, agus ordughadh, agus * is ann sin do dhearbh sé iad. Eccles. 38. 5.

26. Agus a dubhairt, má éisteann tú go dúthrachtach re guth an tighearna do Dhia, agus go ndéna tú an ní is ceart na radharc; agus go ttiubhra tú áire dá aitheantaibh, agus go gcoimhdeocha tú a reachta uile: ní chuirfe mé éinní dona heasláintibhsi orraibh, noch tug mé ar na Hégiptibh: oir is misi an tighearna leighisios tú.

27. Agus * tangadar go Helim mar a rabhadar dá tobar déug uisge agus deich agus trí fichid crann Pailme, agus do rinnedar comhnuidhe ann sin láimh ris na huisgidhibh. * Númbr. 33. 9.

## CAIB. 16.

AGus do ghluaisedar ó Elim, agus táinic coimhthionol cloinne Israel uile go fásach Sin, noch atá idir Elim agus Sinai, an cúigeadh lá déug don dara mi, tar éis a tteacht as crich na Hégipte.

2. Agus do rinnedur coimhthionol cloinne Israel uile munbar a naghaidh Mhaoise agus Aaron san bhfásach.

3. Agus a dubhradur clann Israel riu: do bferr linn go bfaghmóis bás re láimh an tigearna a gcrich na Hégipte, a nuáir do suigheamar láimh ré potuighibh na feola, agus a nuáir do ithmis arán ar sáith: óir tug sibhsi amach sinn san bhfásach so, do mharbhadh na coimhthionalasa uile lé hocrus.

4. An sin a dubhairt an tighearna re Maoise, féuch, fearfa misi arán ó neamh dhaoibh, agus rachaid na daoine amach, agus cruinneochaid sruim áirighe gach lá, go ndearba mé iad, an siubholaid ann mo dhligheadh, nó nach déanaid.

5. Agus tiucfaidh a ccrich an seiseadh lá, go ullmheochaid an ni do bhéarad léo a steach; agus biaidh sé fá dhó ni is mó ná an ni chruinnighid go láetheamhail.

6. Agus a dubhairt Maoise agus Aaron ré cloinn Israel uile; tráthnóna, ann sin aitheontaoi gur bé an tighearna thug amach sibh as crich na Hégipte.

7. Agus ar maidin ann sin do chifidhe glóir an tighearna; óir do chluin sé bur munbar a naghaidh an tighearna: agus créd sinne, as a ndéanadh sibh munbar ar naghaidh?

8. Agus a dubhairt Maoise, biaidh an ni marso, a nuáir do bhéura an tighearna dhaoibh tráthnóna feóil ré ithe, agus ar maidin arán bur sáith; do bhrígh go gcluin an tighearna bur munbar, noch do nithi do munbar an aghaidh: óir cioddh sinne? ni ar naghaidhne atáid bhur munbhar, acht a naghaidh an tighearna.

9. Agus do labhair Maoise ré hAáron, abair ré coimhthionól chloinne Israel uile, tigidh a bfogus a láthair an tighearna: óir do chualaidh sé bhur munbar.

10. Agus tárla, mar do labhair Aáron le coimhthionol chloinne Israel uile, gur féuchadur a leith a nfásaigh, agus féuch, do * foillsigh glóir an tighearna ann sa néull. * Caib. 13. 21.

11. Agus do labhair an tighearna ré Maoise, ag rádh.

12. Do chuala mé munbar chloinne Israel: labhair riu ag rádh, tráthnóna, iosthaoi feóil, agus ar maidin lionfaighear le harán sibh, agus aithneóntaoi gur misi an tighearna bhur Ndia.

13. Agus tárla * tráthnóna, go ttangadar na gearrgharrt súas, agus gur fholuigheadar an campa: agus ar maidin do luigh an drúchd fá gcuáirt a dtimchioll an tsluáigh. * Uibhr. 11. 31.

14. Agus a nuáir do imthigh an * drúchd súas, noch do luigh; féuch, do luigh ar ghnúis an fásaigh ni beg cruinn, coimh mion ris an sioc liath ar a talamh. * Uibhr. 12. 7. Psal. 78. 24. Eagna 16. 20

15. Agus a nuáir do chonncadar clann Israel é, do ráidheadar an duine re chéile, is ‖ Manna é: óir ni raibh a fhios aca créad é: agus a dubhairt Maoise riu, * ag so an tarán thug an tighearna dhaoibh ré ithe. ‖ Creud é so. * Eoin. 6. 31. 1 Cor. 10. 3.

16. As é so an ni noch do aithin an tighearna: cruinnigheadh gach aondhuine de do réir mar iósas sé, Omer dá gach aondhuine, do réir uibhire bur nanmann; beiridh libh gach aondhuine aguibh chuca sin atá ann bur lóistinibh.

17. Agus do rinnedar clann Israel sin,

sin, agus do ċruinniġeadar cuid ni bá
luġa, agus cuid ni bá mó.
18. Agus a nuáir do ṫoimhsiġeadar
* 2 Cor.8.15. é le omer, an * té do ċruinniġ iomar-
cuid, ni raib éinni dá bárr aige, agus
an té do ċruinniġ beagán, níor ṫheasda
éinni uad: do ċruinniġ gaċ nduine aca do
réir mar do iosad sé.
19. Agus a dubairt Maóise riú,
na fágbad nduine ní de a ccoinne na
maidne.
20. Giodheadh níor éisdeadar ré Maói-
se, aċ do fág cuid dhiob ní de go
maidin, agus do ráinig cnuma de, agus
do bréun sé; agus do bí Maóisi
feargaċ riu.
21. Agus do ċruinniġeadar é gach
énmhaidin, gaċ nduine do réir mar do io-
sad sé: agus a nuáir do lasad an
ġrian do leagad sé.
22. Agus tárla ar a seisiod lá
gur ċruinniġeadar dá ttrian arán, dá
omer gaċ nduine aca: agus tanga-
dar uaċtaráin an ċhoimṫionoil uile,
agus do innisiodar sin do Mhaóise.
23. Agus a dubairt sé riú, sé so
an ni a dubairt an tiġearna, a márach
atá suáimneas na sóire naomhṫa don
tiġearna: beiriġ a niuġ an méid aráin
bruiṫfiġe, agus bruiṫiġiḋ an méid
feóla bruiṫfiḋe: agus an méid bias
ós a ċionn sin, curiḋ suas dib féin dá
ċumdach go maidin é.
24. Agus do ċuireadar suas é a
dtaisgiġ go maidin, mar do aiṫin
Maóisi dhiob, agus níor bréun sé a-
gus ní raib én peist ann.
25. Agus do ráiḋ Maóise; iṫiḋ
sin a niuġ; óir is Sabóid don tiġear-
na an lá a niuġ: ní bfuiġṫi a niuġ é,
annsa macaire.
26. Sé lá ċruinneoċṫaoi é, aċ an
seaċtmad lá, noċ atá na sóire, ní bhia
sé ann.
27. Agus tárla, go ndeaċadar
[cuid] don pobal amaċ an seaċtmad lá,
do chruinniughadh, agus ní fuaradar
éinni.
28. Agus a dubairt an tiġearna ré
Maóise, gá fad beiti ag diultadh
maiṫeanta, agus mo ḋliġṫe do ċhoi-
méud.
29. Féuċ, ar a son so tug an ti-
ġearna an tSábóid dáoib, uime sin do
beir sé dáoib arán an seisead lá arán dá
lá: fanad gaċ duine aga na áit; ná
héirgeaḋ éinneaċ aga amaċ as a seaċtmad
lá.
30. Mar sin do ċoṁnadar an pobal
an seaċtmad lá.
31. Agus do goir teaġ Israel
Manna de sin mar ainm: agus do bí
sé geal mar síol Coriander, agus a
blas cosmhuil ré ablainn do ḋéuntaoi ré
mil.
32. Agus a dubairt Maóise, sé so
an ni aiṫniġios an tiġearna; lionaiḋ
ómer de dá ċoiméud fá ċoinne bur
sliċe, ar ċor go bfaicfid siad an ta-
rán ler beaṫuiġ mé sib san bfásach, a
nuáir tug mé amaċ sib as talamh na
Hégipte.
33. Agus a dubairt Maóise ré
Háaron, glac pota agus cuir lán
ómer do Mhanna ann, agus cuir a bfi-
aḋnuise an tiġearna é, dá ċoiméud do
bur sliċtib.
34. Fá mar do aiṫin an tiġearna
do Mhaóise, mar sin do cuir Aaron
suas é as coinne na fiadhnuise dá
ċumdaċ.
35. Agus a duadar clann Israel
Manna ceathraċad bliadan, * nó go * Jos. 5. 12. Neme. 9. 15.
ttangadar go tir áitreba: do bádar
ag iṫe Manna, nó go ttangadar go
teórainn tíre Chánaain.
36. Omer anois ionann i agus an
deaċmad cuid do epah.

---

## CAIB. 17.


gus do gluáiseadur com-
ċruinniuġad ċloinne Israel
uile ó fásach Sin tar éis
a naistior do réir aiṫne
an tiġearna, agus do ċu-
readar

ṡeadar fúṫaoi a Rephidim: agus ni
raib uisge ag an bpobal ré na ól.
*Uibhr. 20. 4. 2. Uime sin do labradar an * pobal
ré Maóise go géur, agus a dubhra-
dar, tabhair dhúinn uisge go nibhimis é: a-
gus a dubhairt Maóise riu, cred fá
ccáinti misi, créad as a ccuirtí
caṫugaḋ ar an dtighearna?
3. Agus do bi tart uisge ar a
bpobal, agus do rinneadar an pobal
iciomráḋ a naghaidh Mhaóisi, agus a
dubhradar, créd fá ttug tú leat sinn
súas as a Négipt dar marbaḋ, agus
do marbaḋ ar gcloinne, agus ar náir-
néisi le tart.
4. Agus do éigh Maóise ar an
ttighearna, ag ráḋ, créud do déuna mé
ris an bpobalsa, is beag nach bfuilid a
ninnie gabála do clochaibh orum?
5. Agus a dubhairt an tighearna ré
Maóise, imtigh romad a latháir an po-
bail, agus beir leat do sinnsearaibh Is-
rael, agus an * slat lér buail tú
*Caib. 7. 20. an abhain beir leat ad láim í, agus im-
tigh.
*Uibhr. 2. 9. Psal. 78. 15. & 105. 41. Eagna 11. 4. 1 Cor. 10. 4. 6. * Féuch, seasa misi romad ann
sin ar an gcarraig ann Horeb, agus
buailfe tusa an carrag, agus tiuc-
faiḋ uisge amach aiste, da nibiḋ an
pobal deoch: agus do rinne Maóise sin
a latháir sinnsear Israel.
7. Agus do goir sé ainm na háite
Massah, agus Meribah: do ciond
cáinte cloinne Israel, agus do ciond gur
cuireadar caṫugaḋ ar an dtighearna,
ag ráḋ, an bfuil an tighearna ar measg,
nó nach bfuil?
*Deut. 25. 17. Eagna 11. 3. 8. * Ann sin táinic Amalec agus
do troid sé ré Israel ann Rephidim.
*Dangoirthior Josa, Gníomh. 7. 45. 9. Agus a dubhairt Maóise ré * Io-
sua, tóg dhúinn amach daoine agus
troid re Hamalec: a márach seasa misi
ar mullach an chnuic maille ré slat Dé
am láim.
10. Mar sin do rinne Iosua mar a
dubhairt Maóise ris, agus do troid
sé ré Hamalec, agus do cuaiḋ Maói-
se agus Aáron, agus Hur suas a
mullach an chnuic.
11. Agus tárla a nuáir do con-
gbhaiḋ Maóise a lám súas go rug Is-
rael buaiḋ, agus a nuáir do léig a
lám síos do rug Amalec buaiḋ.
12. Ach do bádar láma Mhaóise
trom, agus do glacadar cloch agus
do cuireadur fói Mhaóise, agus do
suigh sé uirre, agus do congbhaidh Aáron
agus Hur a láma súas, aon diob ar
taoibh de, agus aon ar taoibh eile, agus do
bádur a láma seasmhach go dul na
gréine fói.
13. Agus do claoiḋ Iosua Amalec,
agus a daoine le faobhar an claiḋim.
14. Agus a dubhairt an tighearna ré
Maóise, scríob so mar cuimhne ar a
leabar, agus aithris é a gcluasaibh Io-
sua: óir cuirfe mé as go hiomlán
* cuimhne Amalec ó fói neamh. *Uibhr. 24. 20. 1 Sam. 15. 3.
15. Agus do tóg Maóise altóir,
agus do goir * Iehouah-Nissi dainm *i. Dia mo bhratach.
di.
16. Óir a dubhairt sé do ciond gur
mhionnaigh an tighearna go mbiaḋ cogaḋ
aige ré Amalec ó gheinealach go gheine-
lach.

## CAIB. 18.


Nuáir do cualaiḋ * Iethro *Caib. 2. 16.
sagart Mhidian, cliamhain
Mhaóise, a nuile ni do rinne
Dia ar son Mhaóise, agus
ar son Israel a pobal féin; agus go
rug an tighearna Israel amach as a
Négipt.
2. Ann sin rug Iethro, cliamhain
Mhaóise, Sipporah bean Mhaóise leis
tar éis a cor ar a hais,
3. Agus a dias mac dar * bainm *Caib. 2. 22.
duine diob Gersom, óir a dubhairt sé, do
bi mé am coigcrioch a ttir coimhthigh.
4. Agus dob é ainm an fir eile Eli-
eser: óir dob é Dia máṫar mo cúngan-
tach, agus do sóir mé ó cloidheamh Phá-
rao.
5. Agus táinic Iethro, cliamhain
Mhaóise,

Mhaoise, maille ré na macuibh agus
le na mnaoi go Maoise don fásac, mar
a ndenna sé forlongphort a sliabh
Dé.
6. Agus a dubhairt sé re Maoise;
misi do chliamhuin Ietro, ṫáinic mé
ċugad, agus do ben agus do dhias
mac lé.
7. Agus do ċuáiḋ Maoise a mach
a cceoinne a ċlemna, agus do riñe um-
la agus tug póg dó, agus do ḟiaf-
ruiġ gac nec diob dá ċéile cionnus
do bádar: agus tangadar don lóis-
tin.
8. Agus do innis Maoise dá chli-
amhuin a nuile ni do riñe an tigerna
ré Pharao agus ris na hÉgiptib ar
son Israel, agus a nuile aisdior dá
ttáinic orra ann sa tslighe, agus ci-
onnus do ṡaor an tigerna iad.
9. Agus do ġáirdiġ Ietro ar son
na huile maiṫesa dá ndearna an tiger-
na do Israel, noc do ṡaor sé as lá-
muibh na nEgiptech.
10. Agus a dubhairt Ietro, go mad
benuiġṫe an tigerna, noc do ṡaor sibh
ó lámuibh na nEgiptech.
11. Anois aiṫnigim gur mó an ti-
gerna ná a nuile Dhee: óir ann sa
* ni ann ar benadarsan go huaibrec
[do bi sé] ós a cceionn.
12. Agus do ġlac Ietro cliamhuin
Mhaoise ofráil loiscṫe, agus íob-
arṫa do Dhia, agus táinic Aaron a-
gus seanóirí Israel uile diṫe aráin lé
cliamhuin Mhaoise a bfiaḋnuisi Dé.
13. Agus tárla ar na mhárac
gur ṡuiġ Maoise do breiṫniuġaḋ an
phobail, agus do sesadar an pobal
ag Maoise ó maidin go tráṫ nóna.
14. Agus a nuáir do ċonnairc clia-
mhuin Mhaoise a nuile ni do riñe sé
ris an bpobal, a dubhairt sé, cred an ni
si do ni tú ris an bpobal? cred as
a suiḋenn tú féin ad ċónar agus an
pobal uile na seasam agad ó ṁaidin
go tráṫ nóna?
15. Agus a dubhairt Maoise ré na
ċliamhuin do ċionn go ttig an pobal
ċugam do ċesnuġaḋ um Dhia.
16. A nuáir bias cúis aca tigid
ċugamsa, agus beirim breth idir
gach dá rann, agus do beirim orra
fios resa Dé agus a ḋliġe do beiṫ
aca.
17. Agus a dubhairt cliamhuin
Mhaoise ris, an red do ni tú ni maiṫ
é.
18. Cnáoife tú as go deimin, araon
ṫú féin agus an pobalsa ad ḟoċair:
óir is rotrom an ni si duit, * ni héidir
duit a ċomlíonaḋ, ṫú féin ad ċónar. * Deut. 1. 9.
19. Eist anois rem ġuṫsa: do
béura mé comairle duit: agus biáidh
Dia maille riot: bídsi ar son an po-
buil leṫ ré Dia: ċor go mbéura tú a
ccúis go Dia.
20. Agus muinfe tú órduiġṫe,
agus dliġṫe dóib, agus taisbéanfa
tu dóib an tsliġe ann a ccaiṫfid siad
siubal, agus a nobair ċaiṫfid siad do
déunam.
21. Os a ċionn so; gléasfa tú as
an bpobal daoine acfuinneċa, drong ar
a mbi egla Dé; daoine fírinneċa, fua-
ṫuiġes saint, agus cuirfeós a ccionn
iad, uaċtaráin mileḋ, uaċtaráin céad,
uaċtaráin caogad, agus uaċtaráin
deiċnemhuir.
22. Agus breṫnuiġid an pobal
ann gac uile am, agus is amla bias,
go ttiubhraid ċugadsa a nuile cúis
mór, ac gac uile ċúis beg breiṫneo-
ċuid féin: mar sin bias socamlach
duitse, agus iomċóruidsion (an túa-
lac) maille lesi.
23. Má ni tú an ni si, agus go
naiṫeonuiḋ Dia sin diot; ann sin bus
éidir lesi an túalac iomċar, agus an
pobalsa mar an gcéudna raċuid dá
náit féin a siotċáin.
24. Mar sin do éist Maoise ré
guth a ċleamna, agus do riñe a ndu-
bhairt sé uile.
25. Agus do ṫoġ Maoise daoine
iomċubhuiḋ as Israel uile, agus do
riñe sé uaċtaráin diob ós cionn an po-
buil: uaċtaráin mileḋ, uaċtaráin céad,
uaċtaráin chaoġad, agus uaċtaráin
deiċnemhuir.

* Caib. 1. 10, 16, 22. & 5. 7. & 14. 18.

26. Agus do nidis breitheamhnus ar
an bpobal gach uile uair: na cúise
cruaidhe do beirdis go Maóise, as
gach uile chúis beg do réighedis féin.
27. Agus do léig Maóise dá
chliamhuin imthecht, agus do chuaidh sé dá
dhúthaigh féin.

---

## CAIB. 19.

ANns a tres mí a nuair do
chuadar clann Israel amach
as crích na Hégipte, an
lá céadna thangadar go
fásach Sinai.
2. Oir do bhádar ar nimthecht ó Re-
phidim, agus tangadar go díothram
Sinai, agus do chomhnuigheadar san
bhfásach, agus ann sin do rinneadar clann
Israel comhnuighe as coinne an tsléibhe.
* Gniomh. 7 38. 3. Agus do chuaidh * Maóisi súas
go Dia: agus do ghoir Dia air, as
a tsliabh, ag rádh, is marso deunta tú
re tigh Iácob, agus innis do chloinn Israel.
* Deut.29. 2 4. Do chonncabhair cred do rinne mé
ris na Hégiptibh, agus cionnus do
iomchair mé sibhsi ar eitibh iolair, agus
cionnus tug mé chugam féin sibh.
* Deut. 5. 2 5. Anois * uime sin má umhluighthigh
dom ghuth dha ríribh, agus mo chunnradh do
chomhall, ann sin beithí mar ionnmhus spé-
cialta agam os cionn gach uile phobal,
* Deut: 10 14. Psal: 24: 1: * óir is liomsa an talamh uile.
* Pheadar 2. 9: Taisbeanadh. 1.6. 6. Agus beithí agum bhar * rio-
ghacht sagart, agus bhar gcineadh naomh-
tha: a siád so na briathra labheorus
tú re cloinn Israel.
7. Agus táinic Maóise, agus do
ghoir sé ar sinnsearaibh an phobail, agus
do chuir as a ccoinne na briathra so uile,
noch do aithin an tighearna dhe.
* Caib.24. 3, 7. Deut. 5. 27. & 26. 17. 8. Agus do fhreagradar * an po-
bal uile a néinfheacht, agus a dubhradar,
a ndeanamh uile ni do labhair an tighearna do
dheunamh é: Agus do fhill Maóise bria-
thra an phobail chum an tighearna.

9. Agus a dubhairt an tighearna re
Maóisi, féuch, tigimse chugad a neull
tiugh, chor go gcluinfid an pobal a
nuair laibheoradh riot, agus go
ccreidfid thú go bráth: agus do innis
Maóise briathra an phobail don ti-
ghearna.
10. Agus a dubhairt an tighearna
re Maóise, éirigh gus an bpobal agus
naómhuigh iád a niugh, agus amárach, agus
nighedis a néaduighe.
11. Agus bithí réigh a gcoinne an
treas lá: óir an treas lá thiucfas an
tighearna a nuas a namharc an phobail
uile ar sliabh Sinai.
12. Agus cuirfe tú teórann re
hus an phobail timcioll fa ccuairt,
ag rádh, tugaidh aire dhaoibh féin, nach
rachtaoi súas ar a tsliabh, nó nach
beanfaidhe re na imeal; gidh be beanfus
ris a * tsliabh, go deimhin cuirfighear * Eabhr 12. 20.
chum báis é.
13. Ni bainfe lámh ris, ach go dei-
mhin clochfuighear, no goinfighear thríd é,
mas ainmhidhe é nó duine, ni mhairfe sé:
a nuair shéidfeas sé an stoc go sínteach,
tiucfaidh súas chum a tsléibhe.
14. Agus do chuaidh Maóise síos
ón tsliabh chum an phobail, agus do
náomhuigh an pobal, agus do nighedar a
néaduighe.
15. Agus a dubhairt sé ris an
bpobal: bithí réidh a ccoinne an treas
lá, ná tigidh a ngar bhur mban.
16. Agus tárla an treas lá ar
maidin, go rabhadar, tóirneacha agus
tintreacha, agus neultiugh ar a tsliabh,
agus guth an stuic ro árd: ionnus
gur criothnuigheadar a raibh do dhaóinibh
annsa champa.
17. Agus tug Maóise an pobal
amach as an ccampa do theagmháil re
Dia, agus do sheasadar ag an gcuid
íochtarach don tsliabh.
18. Agus do bhí * sliabh Sinai uile * Deut.4.11
fá dheatach, do chionn gur thuirling an
tighearna ar a tteinidh, agus do chuaidh a
dheatach súas amhail deatach fuirnise,
agus do chriothnuigh an sliabh uile go
mór.

19. Agus

19. Agus a nuair do fuaimnigh guth an stuic a bfad, agus do fás níos airde, do labhair Maoise, agus do fregair Dia é re guth.

20. Agus táinic an tighearna a nuas ar sliabh Sinai, ar mullach an tsléibhe: agus do ghoir an tighearna Maoise suas go mullach an tsléibhe, agus do chuaidh Maoise suas.

21. Agus a dubhairt an tighearna re Maoise; éirigh síos, aithin don pobal, deagla go mbrisfidis tríd chum an tighearna dá feicsin, agus go dtuitfeadh mórán díobh.

22. Agus na sagairt mar an gceadna, noch tig a bfogus don tighearna, naomhaidis iad féin, deagla go mbrisfeadh an tighearna amach orra.

23. Agus a dubhairt Maoise ris a ttighearna, ni fédaid an pobal dul suas ar sliabh Sinai; óir do aithin tusa dhinn ag rádh, cuir teorann timcioll an tsléibhe agus naomhaidh é.

24. Agus a dubhairt an tighearna ris, imthigh romhad, éirigh síos, agus tiucfa tú a níos, thú féin, agus Aaron leat, agus ná léig do na sagartaibh, agus don pobal brisead tríd, do theacht suas chum an tighearna, deagla go mbrisfidh sé amach orra.

25. Marsin do chuaidh Maoise síos gus an bpobal, agus do labhair sé riu.

## Caib. 20.

Agus do labhair Dia na briathra so uile, ag rádh.

2. * Is misi an tighearna do Dhia, noch do threoraigh tusa amach as talamh na hÉgipte, as tigh na daoirse. * Deut.5.6. Psal. 81.10.

3. Ni biaidh Dia ar bith eile agad am láthairse.

4. * Ni dhéna tú dhuit féin [iomháigh] ar bith ghrábalta, nó cosamhlas ar bith [cinéite] dá bfuil ar neamh suas, nó dá bfuil ar talamh síos, nó da bhfuil - sa nuisge faoi an talamh. * Lebhit. 26. 1. Psal. 97. 7.

5. Ni chlaonfa tú, tú féin síos dóibh, ni dhéna tú seirbhís dóibh; óir misi an tighearna do Dhia, is Dia comhar mé, tig dfiosrughadh peacaidh na naithreadh ar an gclainn, gus an treas agus an ceathramhadh glún don dream fuathuigheas mé;

6. Agus taisbénas trócaire do mhíltibh don luchd ghráduigheas mé, agus coimhédas maitheanta.

7. * Ná tabair ainm an tighearna Dia go díomhaoin; óir ni mheasfaidh an tighearna neimhchiontach an té bheir a ainm go díomhaoin. * Lebh.19.12 Deut.5.11. Math.5.33.

8. Cuimhnigh lá na sábóide go naomhtócha tú é.

9. * Sé laethe saothróchuis tú, agus déanas tú hobair uile. * Caib.23.12. Ezech.20.12. Luc.13.14.

10. Ach sé an seachtmhadh lá, sábóid an tighearna do Dhia, ni dhéna tú obair ar bith ann, tú féin, nó do mhac, nó hinghean, hóglach, nó do bhanóglach, nó do chuimighthech atá táobh a stigh dot dhoirsibh.

11. Oir * is a sé láethibh do rinne an tighearna neamh agus talamh, a nfairrge agus a nuile ni atá ionta, agus do sguir sé an seachtmhadh lá: uime sin do bheannuigh an tighearna lá na sábóide agus do naomhuigh é. * Gen. 2. 2.

12. * Onóruigh hathair agus do mhathair, ionnus go ma fada do laethe ar an ttalamh, noch do bheir an tighearna do Dhia dhuit. * Deut.5.16. Math.15.4 Ephes.6.2.

13. * Ni dhéna tú dúnmharbhadh. * Math.5.21

14. Ni dhéna tú adhaltrannas.

15. Ni dhéna tú goid.

16. Ni bheura tú fiadhnuisi bréige a naghaidh do chomharsan.

17. * Ni sainteocha tú tigh do chomharsan, ni sainteocha tú bean do chomharsan, nó óglach do chomharsan, nó a banóglach, nó a dhamh, nó a assal, nó éni is lé do chomharsain. * Romh 7. 7.

18. Agus do concadar an * pobal uile na tóirnecha, agus na tintecha, ⁊ fuaim an stuic, ⁊ an sliabh ag deatughadh, ⁊ a nuair do concadar an pobal é, do átrigheadar, ⁊ do sheasadar a bfad uadh. * Caib. 12, 18.

& Deut. 5. 24. 18. 16. 19. Agus a dubhradar re Maoise: * labhairsi rinne, agus cluinfiom, ach ná labhradh Dia rinn, deagla go bfuighmis bás.

20. Agus a dubhairt Maoise ris an bpobal, ná bíodh egla oraibh: óir is do bhur ndearbhadh táinic Dia, agus ionnus go mbia egla ar coimhe bhur naigtheadh, ionnus nach bpeacuighe sibh.

21. Agus do sheas an pobal amach, agus do dhruid Maoise a ngar don dorchadas tiugh mar a raibh Dia.

22. Agus a dubhairt an tighearna re Maoise: is mar so aderas tú re cloinn Israel, do chonncabhair gur labhair mé ribh ó neamh.

23. Ni dhéantaoi maille riomsa Dée airgid: ní mó do dhéantaoi dhaoibh Dée óir.

24. Altóir do chriaidh do dhéana tú damhsa, agus íodhbóraidh tú uirre sin hofrála loisge, agus hofrála síothchána, do chaoirigh, agus do dhaimh; sa nuile ball a ttiubhra mé fa deara mainm do chuimniughadh, tiucfa mé chugadsa, agus beannóchá mé tú.

* Deut. 27. 5. Jos. 8. 31. 25. Agus * má ní tú altóir chloiche dhamh: ni thoigeobha tú í do chlochaibh snoighte, óir má tógbhann tú huirnéis suas uirre, do thruaill tú í.

26. Ni mó rachus tú suas le coisceimibh chum maltóra, ionnus nach biaidh do lomnochtaighe ar na taisbenadh uirre.

## Caib. 21.



Nnois is iad so na dlighthe chuirfeas tú rompa.

* Lebhit. 25. 39. Deut. 15. 12. Jer. 34. 14. 2. * Má cheannchann tú seirbhiseach Eabhruidheach, sé bliaghna bias sé ag seirbhís, agus annsa seachtmhadh bliadhain, rachaidh sé amach saor gan einí:

3. Má táinic sé leis féin a steach, rachaidh sé amach leis féin, má bhí sé pósda, ann sin rachaidh a bhean leis amach.

4. Má thug a maighistir bean dó, agus go rug sí mic, agus inghena dó, biaidh an bhean, agus an chlann ag an maighistir, 7 rachaidh seision amach leis féin.

5. Agus má deir an seirbhiseach go follus, is ionmhuin liom mo mhaighistir, mo bhean agus mo chlann, ni racha mé amach saor.

6. Ann sin do bhéra an Maighistir chum na mbreitheamhan é, dobhéra sé mar sin chum a ndoruis é, nó chum posta an doruis, agus tollfa a mhaighistir a chluas tríd le meanadh, agus foigheonaidh sé dó go bráth.

7. Agus má reacann duine a inghen do bheith na banóglaidh: ni rachaidh sí a mach mar do nid na hóglaoich féin.

8. Muna ttaitnidh sí re na maighistir, noch do cheangail leis féin í; ann sin léigfe sé a fuasgladh: a reic re cinedh coimhightheach, ni bia cumhasa aige, ó rinne sé go cealgach ria.

9. Agus má cheangail sé re na mhac í: Do dhéana ria do réir mogha na ningion.

10. Má beir sé bean eile, a beatha, a headach, a dhualgas pósda ni laighdeochthaoi sé.

11. Agus muna ndéarna sé na trí nise ria, ann sin rachaidh sí amach saor gan airgead.

12. An * té bhuailfeas neach, ionnus go néugfaidh sé, go deimhin cuirfighear chum báis é. * Lebhit. 24. 17.

13. Agus muna luighe duine a bfolaidhe, ach go * seachadaigh Dia na láimh é, ann sin cuirfe mise áit duit a tteithfidh sé. * Deut. 19. 3.

14. Ach má thig duine go dánasach, ar a chomharsan dá mharbhadh le ceilg, béra tú óm altóir é go bfuighe bás.

15. Agus an té bhuaileas a athair, nó a mhathair, cuirfighear go deimhin chum báis é.

16. Agus an té ghadus duine, agus reacas é, no má gheibhthear na láimh é, cuirfighear go deimhin chum báis é.

17. Agus * an té mhallaigheas a athair nó a mhathair, cuirfighear go deimhin chum báis é. * Lebhit. 20. 9. Seanraidhte 20. 20. Matt. 15. 4. Marc. 7. 10.

18. Agus

18. Agus má imṡeasnaid daoine ré ċéile, agus go mbuailfid aon an fear eile, do ċloiċ, nó do ḋorn, agus naċ bfuiġe bás, aċ go gcoimdeoċaid a leabaid.

19. Má éirġion sé a ris, agus go siubolaid a maċ lé na bata, ann sin saorfuiġear an té do ḃuail é, amáin go niocfaid sé ar son dul amuġa a aimsire, agus go ttiubra fá dear a leiġios go hiomlán.

20. Agus má ḃuailean duine a ṡerbiseaċ nó a ċailín, lé slait, agus go bfuiġe sé bás fói na láim, dioġoltar é go deimin é.

21. Ach má mairean sé lá no dó, ni déantar dioġaltas é; óir is sé a airgiod é.

22. Má imṡesnaid daoine, agus go ngcoimteoċaid bean torraċ, ionnus go nimeoċaid a toraḋ uaiṫe, agus ar a son sin naċ leanfaid olc ar biṫ de; coimeoċtar go deimin é, do réir mar ċuirfeas fear na mná é, agus díolfa mar óirdeoċaid na breiṫeamain.

23. Agus má leanann urċóid ar biṫ de, ann sin do ḃéura tú anam ar son anma.

24. * Súil ar súil, fiacal ar fiacail, lám ar láim, cos ar ċois.

25. Loscaḋ ar son loiscṫe, cneaḋ ar son ċneiḋe, buille ar son buille.

26. Agus má ḃuailean duine súil a ṡerbisiġ, no súil a ċailín lé a gcaillfid í, léigfid dóib imṫeaċt saor ar son a súl.

27. Agus má ḃeanann sé fiacail as a ṡerbiseaċ fír, no fiacail as a ṡerbiseaċ mná, léigfe dóib imṫeaċt saor ar son a ḃfiacal.

28. Má loitean dam fear nó bean, dá bfuiġid bás, ann sin go deimin cloċfuiġear an * dam, agus ni hiostar a feoil: aċ saorfuiġear sealbadóir an daim.

29. Aċ má ġnáṫuiġ an dam satad le na adarcaib sa naimsir roime sin, agus gur fiaġnuiseaḋ sin dá sealbadóir, agus nár coimeád sé a stiġ é, aċ gur marb sé fear nó bean, cloċfuiġear an dam, agus cuirfiġear fós an sealbadóir ċum báis.

30. Má leagtar suim airgid air, ann sin do ḃéara sé ar son fuasgailt a anma gidh bé ar biṫ leagfuiġhear air.

31. Gidh bé aca do loit sé mac nó inġean, is do réir an ḃreiṫeamnais so do déntar.

32. Má loitean an dam serbiseaċ fir nó serbiseach mná, do ḃéura sé dá Maiġistir triocad secel, agus cloċfuiġear an dam.

33. Agus má osclann duine poll, nó má ṫoċlann duine poll, agus nach bfoileoċaid é, agus go ttuitfid dam nó asal ann:

34. Do déna sealbadóir an poill go maiṫ é, agus do ḃéura airgiod don té lear leis iad, agus bud leis féin an beaṫaċ marb.

35. Agus má ġortuiġean dam aóinduine, damh dhuine eile, go bfuiġhe sé bás, ann sin reacfaid an dam beó, agus roinnfid a airgiod, agus roinnfid mar an ccéadna an dam marb.

36. Nó má bionn a fios go ngnáṫuiġeaḋ an dam satad sa naimsir roime sin, agus nar coimeád a sealbadóir a stiġ é, iocfaid go deimin dam ar dam, aċ biaid an marb aige féin.

## Caib. 22.



MA * ġadann duine dam nó caóra, agus a marbaḋ, nó má reacann sé í, aiseoċaid sé cúig daim ar son a daim, 7 ceiṫre caóiriġ ar son na caórach. * 2 S.m. 12. 6.

2. Má geibṫear gadaiġe ag briseaḋ súas, agus go mbuailfiġear é go bfuiġe bás, ni dóirtfiġear fuil ar a son.

3. Má éirġeann an ġrian air, dóirtfiġear fuil tríd: óir do déanaḋ sé aiseoc iomlán: muna raib ninni aige, ann sin reacfuiġear é ar son a ġadaiġeaċta.

4. Má geibṫear go deaḃṫa an gníom na láim beó, maḋ dam, maḋ asal, nó caóra é, aiseoċaid dúbalta é.

5. Má ḃeir duine fá deara maċaire nó
fíneaṁain d'iṫe, agus go gcuirfiḋe a
ḃeaṫaċ ann, agus go n-iosfaiḋ maċaire duine
eile: don ċuid as feárr dá ṁaċaire
féin, nó don ċuid is feárr dá fíneaṁain,
do ḋéuna sé aisioc dó.

6. Má ḃrisean teine amaċ, agus go
dteigeaṁaiḋ a ndosanaiḃ, ionnus go
loisgfiḋear na stácaiḋe arḃa, nó an
tarḃar na sesam, nó an maċaire: an
tí do adhuin an teine, go deiṁin do
ḋéna sé aisioc.

7. Má ḃeir duine dá ċomarsain airgeod
nó éadaiġ a ttaisciḋ, agus go
ngadfuiḋear sin as tiġ an duine, má
ġeiḃtear an gaduiġe, díolaḋ sé dúbalta
é.

8. Muna faġtar an gaduiġe; ann
sin do ḃéurtar maiġistir an tiġe ċum
na mbreaṫaman [dá fíoruġaḋ] nar ċuir a
láṁ a maiṫeas a ċomarsan.

9. Ar son a n-uile ġné sáruiġthe,
ar son daiṁ, nó ar son asail, ar
son ċaorach, ar son éaduiġ, nó ar son
gaċ uile ġné neiṫe ṫéid a muġa, noċ adeir
neaċ eile, is leis féin: tiucfa
cúis an dá ran a laṫair na mbreiṫeaṁan:
gidh bé dámnfuid na breiṫeaṁain, ioċfa sé
dúbalta ré na ċomarsain.

10. Má ḃeir duine dá ċomarsain,
asal, nó daṁ, nó caora, nó beaṫaċ
ar biṫ dá ċumdaċ, agus go bfuiġe
bás, nó go loitfiġear, nó go rugaḋ ar
siubal é gan ḟiaduine dá faicsin.

11. Ann sin biaiḋ mionna an tiġearna
eatorra araon, naċ ar ċuir seision
a láṁ a maoin a ċomarsan: agus géubuiḋ
an sealḃuiġe sin uaḋ, agus ni
ḋéna seision go maiṫ é.

* Gein.31.39. 12. * Agus má gadṫar uaḋ é, do
ḋéana sé aisioc don tsealḃuiġe léar
leis é.

13. Má reubṫar ó ċéile é, ann sin
tugaḋ leis mar fiaḋnuisi é, agus ni
ḋéna go maiṫ an ni do reubaḋ.

14. Agus ma áirleagan duine éinni
ó na ċomarsain, agus go loitfighear
é, nó go bfuiġe bás, agus gan an
sealḃuiġe a laṫair, do ḋéantar go maiṫ
é go deiṁin.

15. Ar má ḃion an sealḃuiġe a laṫair,
ni ḋéna sé go maiṫ é: más (ni)
ar luaċ saoṫair é, táinic sé ar son a
luaċ saoṫair.

16. * Agus má ceulgan duine * Deut. 22.
maiġdean, naċ bfuil dáltaċ, agus go 28.
luiġfe sé lé, do ḃéura sé go deiṁin
cród dí, ċum a beiṫ na mnaoi aige.

17. Má diultan a haṫair ar gaċ
lénċor a taḃairt dó, díolfaiḋ sé airgeod
do réir ċruiḋ na maiġdine.

18. Ni fuileonga tú bean piseógaċ
do ṁarṫain.

19. Gidh bé ar biṫ luiġfeas lé beaṫaċ,
cuirfighear go deiṁin ċum báis
é.

20. * Gidh bé iodbóras do Ḋia ar * Deut. 13.
biṫ, ar don Tiġearna amáin, sgriosfuiġ- 13, 14.
ear é go léir. 1 Mac. 2. 24.

21. * Ni budhideóra tú agus ni * Lebhit. 19.
ḃruiġfe tú coiṁiġteaċ: óir do ḃábar 33.
féin bur ccoiṁiġteaċaiḃ a gcríċ na
hÉgipte.

22. * Ni ḋéna tú leattrom ar ḃain- * Zachar. 7.
treaḃaiḋ nó ar dílleaċta ar biṫ 10.

23. Má ġortuiġean tú iad ar én-
cor, agus a ccoiṁéiġ do ṫeaċt ċugam-
sa: éistfe mé go deiṁin a ccoiṁéiġ.

24. Agus lasfaiḋ m'fearg, agus
marḃfaiḋ mé sibsi leis an gcloiḋeamh,
agus béid bur mná na mbaintreaḃaċaiḃ,
agus bur gclann na ndílleaċtaiḃ.

25. Má áirleagan tú airgeod d'énduine
dom * poḃal atá láiṁ riot, ni bia tú * Lebhit. 25.
aṁuil úsaire ris, ni mó ċuirfeas tú 36, 37. Deut.
úsaire air. 23. 19. Psal.
15. 5.

26. Má ġlacan tú ar ċor ar biṫ
éadach do ċomharsan a ngell, sgeó-
buiḋ tú dó é, fá am gréine do dul
faoi.

27. Óir is é sin a folaċ amáin,
is é a ċulaiḋ dá ċroicean é: cred ann a
ccoideolaiḋ sé? agus tiocfa a ccríċ
a nuáir éigheas oruṁsa, go ccluinfe
mé é, óir atáim grásaṁuil.

28. * Ni mailleocha tú na Dée, * Gníomh.
ni mailleoca tú riaghlóir do poḃuil. 23. 5.

29. Ni ḋéna tú faillig primidil do
ṫorta aḃuiḋ, agus do diġe [dosfáil] * Caib. 13. 2,
céidġin do ṁac do ḃéura tú damsa. 12. & 34. 19.

30. Mar

30. Mar an gcéadna do dhéana tú réd ddamhuibh, agus réd chaoirchibh: seacht lá biaidh sé agá máthair, ar an ochtmhadh lá do bhéura tú damhsa é.

31. Agus beithi bhur ndaoinibh naomhtha damhsa: * ní mó iosthaoi feóil ar bith sracthailfighear lé beathuighibh san machaire, teilgfidhe cum na madradh é. *Lebhit.22.8. Ezech.44.31.

## Caib. 23.



Ní thóigfe tú iomrádh bréagach; ná cuir do lámh leis na drochdhaoinibh cum beith ad fhiadhnuisi neimhfhíreunta.

2. Ní leanfa tú iomad do dhénamh uile, ní mó laibheórus tú a gcúis do chlaonadh lé mórán do thobhach (bhreithemhnuis.)

3. Ní mó choiteochus tú duine bocht ann a chúis.

4. Má theagmhann riot damh nó asal do námhad ag dul ar seachrán, do bhéura tú go deimhin chuige ar ais é.

*Deut.22.4. 5. *Má chí tú asal an té lér fuath tú, na luighe fán uallach, agus go bhfailleocá a tarrtháil, cuideocha tú leis go deimhin.

6. Ní doimhéigneochá tú breitheamhnus do bhocht ann a chúis.

7. Coimhéd tú féin a bfad ó chúis bhréugaidh; agus an neimhchiontach agus an fíréan ná marbh: óir ní gheaba misi leithsgéal an drochduine.

*Deut. 16. 19. Ecclus 20. 29. 8. Agus ní ghéuba tú * tiodhlaicedh ar bith: óir dallaidh an tiodhlaicedh an teagnuighe, agus iompóidh bunoscionn briathra an ionraic.

9. Mar an gcéadna ní bhruighfe tú coimhightheach; óir is aithnidh dhibh croidhe an choimhightigh ó bhábhadh féin bhur gcoimhightheachuibh a ccrích na hÉgipte.

*Lebhit.25.3. 10. Agus * sé bliadhna chuirfeas tú thalamh, agus chruinneochus tú a thorrtha a steach.

11. Ach an seachtmhadh bliadhain léigfe tú dhó luighe, agus beith na chomhnuighe, ionnus go niosadh boicht do phobul dé, agus go niosadh beathuigh an mhachaire a bhfúigfid siad: ar an mod gcéadna do dhéana tú réd fhíneamhuin, agus réd gháirdín ola.

12. * Sé lá do dhéana tú hobair, agus do dhéana tú comhnuighe an seachtmhadh lá, ionnus go gcomhneochaidh do dhamh agus hasal, agus go nathnuighe mac do chumaile, agus an coimhightheach. *Caib. 20.8. Deut. 5. 13. Lúc. 13.14.

13. Agus ann gach uile ni dá ndubhairt mé riot, bí go faichilleach, agus ná tairr tráchd anmannuibh Dée ar bith eile: nárob mó chluinfighear as do bhéul é.

14. * Trí huáire choimheochus tú féusda damhsa san mbliadhuin. *Deut.16.16.

15. * Coimheocha tú féusda an aráin gan laibhin: agus iosa tú arán gan laibhin seacht lá, mar do aithin misi dhiot, ann sa nam chinnte don mhí Abib: óir is innte táinic tú amach as an Négipt, * agus ní tiucfa siad dom láthairsi folamh. *Caib. 3. 3. & 34. 18. *Deut. 16. 16. Ecclus 35. 4.

16. Agus féusda an fhóghmhair, cédthorrtha do shaothair, noch do chuir tú san mhachaire, agus féusda an chruinnighthe a steach, a ndeiredh na bliadhna, a nuáir chruinneochus tú a steach do shaothar ón machaire.

17. Trí huáire san mbliadhuin tiucfaid th'fir uile a láthair an tighearna Dia.

18. Ní offráile tú fuil mo iodhbartha le harán laibhin, ní mó fanfas méthas mo iodhbartha go maidin.

19. * An chéad chuid do chéad thorrthaibh th'fearainn do bhéura tú go tigh an tighearna do Dhia: ní bhruighfe tú meannán a mbainne a mathar. *Caib.34.26 Deut. 14.21

20. Féuch, * cuirim aingeal romhad dot choiméud ann sa tslighe, agus dot bhreith do náit do ullmhaigh mé. *Caib.33.2.

21. Bí ar do choimhéad air, agus umhluigh dá ghuth, ná brostuigh é, óir ní thiubhra sé maithfeachus do bhur gciontuibh: óir atá mainmsi ann san.

22. Ach má umhluighen tú dá ghuth

dó

do ġuṫ, agus go ndéanna tú a nab-
rumsi uile, an sin biaidh mé am námhuid
dot naimhdibh, agus am easgcaruid dod
easgcáiridibh.
*Caib. 33. 2. 23. * Oir raċaidh maingel romhad;
agus do ḃéura a steaċ tú chum na
*Jos. 24. 11. * Namoriteach, agus ċum na Hiti-
teach, agus na Bperisiteach, agus
na Gcananiteach, na Hibhiteach, a-
gus na Iebusiteach: agus gearrfa
mé amaċ iad.
24. Ni ċromtha tú sios dá Ndeéib,
ni dhéana tú seirbhis dóibh, ni mó
*Deut. 7. 25. ḋéanas tú do réir a noibreaċ, * ach
sgriosfa tú iad go léir, agus brisfe
tú go léir a niomhaiġe.
25. Agus foiġeontaoi don tiġear-
na bur Ndia féin, agus beanneoċaidh sé
haràn agus huisge: agus béura misi
heasláinte as do lár.
*Deut. 7. 14. 26. * Ni ṫeilgfidh éinni a nóga,
ni mó béid seasc an ḋfearann: uimhir do
láeṫeaḋ comlíonfa mé.
27. Cuirfe mé eagla as do ċoiṁe,
agus sgriosfa mé na huile ḋaoine a
gcionn a ttiucfa tú, agus do béura
mé ar huile naimde a ndruim diompóġ
riot.
*Jos. 24. 12. 28. Agus cuirfe mé * ċearnabáin
romhad, noċ dhibeorus amaċ an Hi-
bhiteach, an Cananiteach, agus an
Hititeach, as do laṫair.
29. Ni dhibeóra mé amaċ romhad
iad a néinbliadhain: deagla go ttiuc-
fadh an fearann ċum fásuigh, agus go
lionfadh beaṫaċ an machaire ad aguidh.
30. Air beagán agus air beagán dhi-
beorus mé amaċ iad, ód laṫair, nó go
bfoirlionaidh tusa agus go ngéuba tú
oiġreaċt na talman.
31. Agus ċuirfe mé do ṫhórana
ón muir ruáidh go muire fairrge na
Bhpilistineach, agus ón diothramh
gus a nabhainn: óir seachódaigh mé
áitreabuiġ na dúṫaiġ an bur láim,
agus dibeóra tú amaċ romhad iad.
*Caib. 34. 15. Deut. 7. 2. 32. * Ni déana tú cunnradh ar biṫ
riu, no ré na Ndeéib.
33. Ni ċoimneoċaid ann do dúṫaiḋ,
deagla go ttiubraidis ort peacadh am
aghaidhsi; óir má fhoghnann tú dá
Ndeéib sin, biáidh sin go * deimin na *Deut. 7. 16. Jos. 23. 13. Breith. 2. 3.
líon romhad.

---

## CAIB. 24.

Agus a dubhairt sé ré Maóise,
tárr suas ċum an tiġear-
na, tú féin, agus Aaron,
Nadab agus Abihú, agus
seaċt moḋad do sinnsearuibh
Israel: agus adhraidhsi a bfad amach.
2. Agus tiucfa Maóise amháin a
ngar don tiġearna, as ni tiucfaid
siadsan a bfogus: ni mó raċas an
pobal suas leis.
3. Agus táinic Maóise, agus do
innis don pobal uile briaṫra an tiġear-
na, agus a uile breiṫeamnus: agus do
freagradar an pobal uile lé héanguth
amáin, agus a dubradar; na huile
briaṫra noċ do labhair * an tiġearna do *Caib. 19. 8. & 24. 7. Deut. 5. 27.
déanaimne iad.
4. Agus do sgriobh Maóise bri-
aṫra an tiġearna uile, agus do éirġe
go moċ air maidin, agus do tóg al-
tóir san ċnoc, agus dá piléir déug
do réir dá ṫreib déag Israel.
5. Agus do ċuir sé ḋaoine óga do
ċloinn Israel, noċ do offráil offrála
loisge agus á iodburṫa do síoṫċána do
ḋamhuibh don tiġearna.
6. Agus do ghlac Maóise leath
na fola, agus do chuir a mbáisinibh
í, agus do chroiṫ sé leath na fola
ar a naltóir.
7. Agus do ġlac sé leabar an
ċunnarṫa, agus do léiġ a néisdeaċt an
pobuil, agus a dubradarsan, a nuile
ni a dubairt an * tiġearna do déanam é, *Fearse 3.
agus biam umal.
8. Agus do ġlac Maóise a nfuil,
agus do ċroiṫ ar an bpobal í, agus
do ráidh, * ag so fuil an chunnartha *1 Phead. 1. 2. Eabhr. 9. 20.
do rinne an tiġearna rib a ttaobh na
mbriatarsa uile.

9. Ann

9. Aṅ sin do ċuáiḋ Maóise suás ⁊ Aáron, Nadab agus Abihú, agus seaċtmoġad do ṡinsearaib Israel.
10. Agus do ċoncadar Dia Israel, agus do bí fáoi na ċosaib mar do beiṫ obair pábalta do ċloiċ sapir, agus amhail do biaḋ corp neiṁe aṅ a ṡoillse.
11. Agus ar uáislib ċloiṅe Israel nior leig sé a láṁ: mar sin do ċoncadar Dia, agus a duáḋar bia, agus do ibeadar deoċ.
12. Agus a dubairt an tiġearna re Maóise, tárr ċugamsa suás ar a tsliab, agus bi aṅ sin, agus do béura misi cláir ċloiċe duit, agus dligeadh, agus aiṫeanta do sgriob mé, ionus go múinfe tusa dóib iád.
13. Agus do eiriġ Maóise suás, agus a ṁinistir Iosua, agus do ċuáiḋ Maóise suás ar sliab Dé.
14. Agus a dubairt ris na sinsearaib, fanaiḋ sinn so nó go ttigeam a ris ċugaib, agus féuċaiḋ atá Aáron, agus Hur bur bfoċair: má bioṅ cúis ag duine ar biṫ re dénam, tigeaḋ se ċuca.
15. Agus do ċuáiḋ Maóise suás aṅ sa tsliab, agus do folaiġ néull an sliab.
16. Agus do ċoṁnaiġ glóir an tiġearna ar sliab Sinái, agus do folaiġ an néull é sé lá, agus an seaċtmaḋ lá do goir sé ar Mhaóise amaċ as lár an néill.
17. Agus do bi radarc glóire an tiġearna cosṁail re teinió loisgṫiġ, ar mullaċ an tsléibe a sṫlib ċloiṅe Israel.
18. Agus do ċuáiḋ Maóise a lár an néill, agus ráinic sé suás ar a tsliab, agus do bí * Maóise ar a tsliab ceaṫraċad lá agus ceaṫraċad oiḋċe.

* Caib. 34. 28. Deut. 9. 9.

## Caib. 25.

Agus do labair an tiġearna re Maóise, dá ráḋ.
2. Labair re cloiṅ Israel, go ttugaid ofráil * ċugam: ó gach uile duine dá ttiubra uaḋa go toilearṫail í, lé na ċroiḋe, glacfuiḋsi moḟráil. * Caib. 35. 5.
3. Agus si so a nofráil ġlacfuiḋ uáṫa; ór, agus airgeaḋ, agus prás,
4. Agus gorm, agus scarlóid, agus línéadaċ fínealta agus, fionnaḋ gabar,
5. Agus croicne reiṫeaḋ ar na ndaṫuġaḋ dearg, agus croicne broc, agus croṅ Sitim,
6. Ola ċum an tsolais: spiosra ċum ola ungṫa, agus ċum túise deaġbolaigh,
7. Cloċa Onix, agus cloċa re ccur aṅsa * Nephod, agus aṅsa * nuċtdach. * Caib. 28. 4 * Caib. 28. 15.
8. Agus déunadis sanctoir damsa, ċor go ccoiṁneaca mé na measc.
9. Do réir a nuile ni taisbeanaim duit, do reir eisiomplára an tabernacuil, agus eisiomplára a ionnstramainteaḋ uile; is mar sin do déuntaoi é.
10. * Agus do déunaid áirc do ċraṅ Sitim, dá ċubaḋ go leiṫ iona faḋ, ⁊ agus cubaḋ go leiṫ iona leiṫeaḋ, ⁊ cubaḋ go leiṫ iona hairde. * Caib. 37. 1
11. Agus foileoċaiḋ tu é lé hór fiorglan, táob a stiġ agus a muiġ foileoċus tú é: agus do déuna tú air coróiṅ óir timċioll fa gcuáirt.
12. Agus teilgfe tú ceiṫre fáiṅe óir dó, agus cuirfe tú iona ċeiṫre coirnéalaib iád, agus beiḋ dá fáiṅe a ttáob de, agus dá fáiṅe san táob eile.
13. Agus do déuna tú maidiḋe do ċraṅ Sitim, agus foileoċaiḋ tú lé hór iad.
14. Agus cuirfe tú na maidiḋe aṅ sna fáinibh, re táobhaibh na hairce,

háirce, ċor go niomċartar a náirc
léo.
15. Beid na maidiḋe a bfáinnib na
háirce, ni bentar as iad.
16. Agus cuirfe tú ann sa náirc,
an fiaḋnuisi noċ do ḃéura misi ḋuit.
17. Agus do ḋéna tú caṫaoir
ṫrócaire dór fiorġlan: dá ċubad
go leiṫ a fad, agus cubad go leiṫ a
leiṫeḋ.
18. Agus do ḋéna tú dá ċherubin
dór: dobair sloiġte do ḋéna tú iad,
a ndá ċionn an tsuiḋe ṫrócaire.
19. Agus déna aon cherub ar
ċenn de, agus an cherub eile ar an
gcenn eile, don tsuiḋe ṫrócaire: do
ḋéna tú na cherubinniġ ar a dá ċenn.
20. Agus sinfid na cherubinniġ a
sciaṫain a mach go hárd ag folaċ an
tsuiḋe ṫrócaire le na sciaṫanaib, agus
a naiġṫe ag feiċsin ar a ċéile: leṫ
ris an tsuiḋe ṫrócaire béid aiġṫe na
cherubinniġ.
21. Agus cuirfe tú an suiḋe tró-
caire suas ar an áirc, agus ann sa náirc
cuirfe tú an fiaḋnuisi do ḃéura misi
ḋuit.
22. Agus ann sin teiġeomad misi
riot, agus comráidfe mé riot, ós
*Vibhr.7.89. ċionn an tsuiḋe ṫrócaire, ó edir an *
dá cherubin noċ atá ar airc na fiaḋ-
nuisi, do na huile neiṫib do ḃéura mé ḋuit
a naiṫne do ċloinn Israel.
*Caib.37.10. 23. * Do ḋéna tú mar an ccédna,
clár do ċrann Sitim, dá ċubad
buḋ é a fad, agus cubad a leiṫeḋ,
agus cubad go leiṫ áirde.
24. Agus foileoċa tú é dór fior-
ġlan, agus do ḋéna tú coróin óir dó
timcioll fa gcuairt.
25. Agus do ḋéna tú imel dó,
leiṫeḋ baise timcioll fa gcuairt, agus
do ḋéna tú coróin óir timcioll fa
gcuairt don imel.
26. Agus do ḋéna tú dó ceiṫre
fáinne óir iona ceiṫre coirneulaib, atá
ar a ceiṫre cosaib sin.
27. Thall ar coinne an imil béid na
fáinniḋe, mar áite dona maidiḋib dio-
mċar an ċláir.

28. Agus do ḋéna tú na maidiḋe
do ċrann Sitim, agus foileoċa tú
iad le hór, ċor go niomċórtaoi an
bord léo.
29. Agus do ḋéana tú a miasa sin,
a liaċa sin, agus a bfolċuiḋe sin, agus
a scála sin, ċum a bfolaċ leó; dór
fiorġlan do ḋéana tú iad.
30. Agus cuirfe tú ar an mbórd
arán taisbenta, a ccomnuiḋe romamsa.
31. Agus do ḋéna tú coinnleóir
dór fiorġlan; dobair sloiġte, do *Caib.37.17.
ḋéntar an coinnleóir, a cos agus a
bengáin, a scáluiḋe agus a ċnapáin
agus a bláṫa béid don ccédna.
32. Agus tiucfuid sé bengáin a-
maċ as a táob: trí bengáin don ċoinn-
leóir as aóntaob, agus trí bengáin
don ċoinnleóir as an táob eile.
33. Trí bulla ḋéanta amhuil almóinne,
ann sa bengán eile maille re cnap, agus
bláṫ a néinbengán; agus trí bulla
ḋéanta amhuil almóinne ann sa mbengán
eile maille re cnap, agus re bláṫ: mar
sin ann sna sé bengánaib ṫig amaċ as
an ccoinnleóir.
34. Agus ann sa ċoinnleóir béid
ceiṫre scála ḋéanta cosmhuil re halmó-
inne, maille re cnapaib, agus re blá-
ṫaib.
35. Agus biáiḋ cnap faói dá
bengán de, agus cnap faói dá ben-
gán de, agus cnap faói dá bengán
de, do réir na sé mbengán ṫig amaċ
as an gcoinnleóir.
36. A ccnaip, agus a mbengánaib,
béid don ni ccédna; biáiḋ sé uile na
ċnobair sloiġte dór fiorġlan.
37. Agus do ḋéna tú a secht
soillsib sin, agus soillseoċuid tú
a solus sin, lé ttiubra solus anonn
as a ċoinne.
38. Agus béid a tenċuirid sin,
agus a glantóirid dór fiorġlan.
39. Do ṫallann dór fiorġlan do
ḋéna sé é, maille ris na soiṫiġib
sin uile.
40. Agus * tabair haire, go *Gni. 7.34. Heb. 8.5.
ndéna tú iad do réir a bpátrúin noċ
do taisbénadh ḋuit ann sa tsliab.

CAIB.

## C a i b. 26.



S a ċionn sin, do ḋéna tú an tabernacul maille re deiċ gcuirtin do líon finealta ċasta, agus gorm, agus purpur, agus scarloid: maille re Cherubinib dobar ghréasaig do ḋéna tú iad.

2. Budh é fad gach aoinchuirtin os ccubaid fichead, agus leithead gach aoinchuirtin ceithre cubaid; agus gach aon do na cuirtinibh aon mhiosúr bias aca.

3. Cuipleochtar cúig cuirtíní dá ċéile, agus cúig cuirtíní cúpluighe dá ċéile.

4. Agus do ḋéna tú lúba do ghorm ar imlib gach aoinchuirtin ón chumair ann sa gcoimiadhag: agus mar sin do ḋéna tú an sa nimiol is faide amach do ċuirtin eile, ó imiadhag an dara coda.

5. Caogad lúb do dhéana tú an sa nyn ċuirtin, ⁊ caogad lúb do dhéana tú a nimiol an chuirtin atá ag coimċeangal an dara, cor ga mbéaruidh na lúba greim ar a ċéile.

6. Agus do dhéana tú caogad táirrge óir, agus cuipleoċa tú na cuirtíne dá chéile, leis na táirrgibh, agus biaidh na aontabernacul.

7. Agus do dhéana tú cuirtíne drionnadh gabhar, do beiṫ na folach ar an tabernacul, do ḋéna tú aonċuirtin déag.

8. Budh hé fad gach aon cuirtin triochad cubhad, agus leithead gach aon chuirtin, ceithre cubhaid, agus béid an taonchuirtin déag uile dáoinmhiosúr.

9. Agus coimhceangeola tú cúig cuirtíne leó féin, agus sé cuirtíne leó féin, agus dúbleoċa tú an seiseadh cuirtin a néadan tosuigh an tabernacul.

10. Agus do ḋéana tú caogad lúb ar imiol a néanchuirtin atá taobh amuigh ann sa ccoimhcheangal, agus caogad lúb a nimiol an chuirtin noch cheangeolus an dara cúpla.

11. Agus do dhéana tú caogad táirrge do phrás, agus cuirfe tú na táirrtig ann sna lúbaib, agus cuipleoċa an folaċ dá ċéile, cor go mbiadh sé na aon.

12. Agus an fuigell marfes do ċuirtinib an lóistin, an leaṫ ċuirtin marfes crochfuigear ós cionn cúl an tabernacul é.

13. Agus cubad a ttaobh, agus cubad don taobh eile, don fuigioll a bfad cuirtíne an lóistin: crochfuighear sin ós cionn taoib an tabernacul don taoibh si agus don taoibh úd dá fholach.

14. Agus do ḋéana tú folaċ don lóistin, do ċroicnib reiṫeadh daite dearg, agus folaċ shuas do ċroicnibh broc.

15. Agus do ḋéna tú búird don tabernacul, do ċrann Sitim na seasamh suas.

16. Deiċ gcubaid bias a bfad an bhúird, agus cubad go leith bias a leitheadh éanbhúird.

17. Biaidh dá láim a néanbhúird ar na suigiughadh as coimhe a ċéile a nórd, is mar so do ḋéna tú ar bórdaib an tabernacul uile.

18. Agus do ḋéna tú na búird don tabernacul, fiċe bórd ar an taobh teas leaṫ teas.

19. Agus do dhéana tú ceathrachad soicéd dairgead fái an fhichid bórd, dhá soicéad fái bórd díob dá dá láim, agus dá soicéd fái bórd eile dá dá láim.

20. Agus ar son an dara taobh don tabernacul, don taoibh tuaiṫ (biaidh) fiċe bórd ann sin.

21. Agus an dá fichid soicéd dairgead, dá soicéd fái aon bórd agus dá soicéd fái bórd eile.

22. Agus do thaobhaibh an tabernacul leat siar, do dhéana tú sé búird.

23. Agus do ḋéna tú dá ḃord do ċoirneuluiḃ an tabernacuil iona ḋá ṫaoḃ.

24. Agus béid ċoimċenguilte dá ċéile fúta síos, agus béid coimceangailte dá ċéile ós mullaċ a ċinn dhéan fáinne amáin: mar so bhias dóib a ndíon, béid siad don dá ċoirnéul.

25. Agus béid na ocht mbórduibh, agus a soicéid airgid, sé soicéid déug: dá soicéd fá'n ċéadbhórd, agus dá soicéid fá'n bhórd eile.

26. Agus do ḋéna tú barruidhe do ċhrann Sitim: a cúig do bhórduibh ċéadṫaoibhe don tabernacul.

27. Agus cúig barra do bhórduibh na taoibhe eile, don tabernacul, don dá ṫaoḃ leaṫ siar.

28. Agus an barra meadhonach a lár na mbórd, roiṫċeoċa sé ó ċionn go ċionn.

29. Agus foileoċa tú na búird le hór, agus do ḋéana tú a bfáinni-dhe dóir mar áit chum na mbarradh, agus foileoċa tú na barruidhe le hór.

30. Agus tóigeoḃuidh tú suas an tabernacul, do réir * an ċumtha, noch do taisbeanadh dhuit an sa tsliab.

31. Agus do ḋéana tú folach do ġorm, agus do ṗurpair, agus do sgarloid, agus do líon fhinghealta ċasta dobhéar gréusuidheaċ: le Cherubinibh do ḋéantar é.

32. Agus croċfa tú é ar cheiṫre pileuruibh do ċhrann Sitim, ar na bfolach dóir: béid a gcrúcuidhe dóir, ar na ceithre soicéaduibh air-gid.

33. Agus croċfa tú suas an fo-laċ fá ṫairrngiḃ, ċor go ttiubhra tú a steaċ ansin, taoḃ a stiġ don ḟolaċ, áirc na fiadhnuisi, agus roinnfidh an fo-laċ dhíoḃ idir a náit naomṫa, agus ro naomṫa.

34. Agus cuirfe tú an sduidhe tróċaire ar áirc na fiadhnuise ann sa náit ro naomṫa.

35. Agus suidheoċa tú an bórd taoḃ a muiġ don folach, agus an coinnleóir thall as coinne an bhúird ar ṫaoḃ an tabernacuil don leaṫ theas, agus cuirfe tú an bórd don leaṫ ṫuáiġ.

36. Agus do ḋéana tú croċadh do doras an lóistin, do ġorm, agus do ṗurpuir, agus do sgarloid, agus do líon mín casda, oibrigṫe le hobair snaiṫide.

37. Agus do ḋéna tú don ċroċadh, cúig pileir do ċhrann Sitim, agus foileoċa tú iad le hór; agus béid a gcrúcuidh dóir, agus teilgfe tú cúig soicéid práis dóib.

---

CAIB. 27.

AGus do dhéna tú altóir do ċhrann Sitim: cúig cubaid ar fad, agus cúig cubaid ar leiṫead: biáidh an altóir ceaṫairbheannaċ, agus bu trí cubaid a hairde.

2. Agus do ḋéna tú a beanna ar ceiṫre coirneuluiḃ: béid a beanna don ccéadna, agus foileoċa tú le prás í.

3. Agus do ḋéana tú a hoighne chum luaṫa do ġlacadh ċuca, ⁊ a slu-aisde, agus a báisínigh, agus a hadhal, agus a hoighne tineadh, a huile soiṫiġe do ḋéna tú do ṗrás.

4. Agus do ḋéana tú di gráta do líonobhair práis, agus ar an líon do ḋéna tú ceiṫre fáinne práis ann a ceiṫ-re coirneuluiḃ.

5. Agus cuirfe tú fa ċompás na haltóra síos é, ċor go mbia an líon ionann go lár na haltóra.

6. Agus do ḋéana tú maididhe don altóir, maididhe do ċhrann Sitim, agus foileoċa tú le prás iad.

7. Agus cuirfidhear na maididhe ann sna fáinnib, agus béid na maididhe ar dá ṫaoḃ na haltóra dá hiomċar.

8. Folamh (a stiġ) do ċláruiḃ do ḋéana tú í, mar do taisbeanadh duit ann sa

* Caib. 25. 9, 40. Gníomh. 7. 44. Eabhr. 8. 5.

fa tsliab: mar sin do ḋénuid siad í.
9. Agus do ḋéna tú cúirt an ta-
bernacuil don taoiḃ teas, leiṫ theas:
béid bruit don ċúirt do líon mín ċasda;
céad cubad ar fad don taoiḃ.
10. Agus béid a fiċe piléur sin
agus fiċe soicéid do práis, biaid crú-
caide na bpiléur, agus a bfiléid dairgead.
11. Agus mar sin don leiṫ tuáiṫ
ar fad, béid bruit do ċéad cubad ar
fad, agus a bfiċċe piléur, agus a
bfiċċe soicéad práis; béid crúcaide
na bpiléur, agus a bfiléid dairgead.
12. Agus do ṫaoiḃ leiṫid na cúir-
te ar an ttaoiḃ siar béid bruit do ċao-
gad cubad; a bpiléur a deiċ, agus a
soicéd a deiċ.
13. Agus leiṫead na cúirte ar a
ttaoiḃ soir leiṫ soir, béid caogad cu-
bad.
14. Bruit dhéntaoiḃ don ġeata, biaid
cúig cubaid déug: a bpiléur a trí,
agus a soicéid a trí.
15. Agus ar an ttaoiḃ eile, béid
bruit, cúig cubaid déug: a bpiléur a
trí, agus a soicéid a trí.
16. Agus ċum geata na cúirte,
béid brut dfiċċid cubad do ġorm, agus
do purpuir, agus do sgarlóid, agus do
líneadaċ mín ċasda, oibriġṫe le hobair
snáiṫide: agus a bpiléur a ceiṫre, agus
a soicéid a ceiṫre.
17. Béid na huile piléur fá gcu-
áirt timċioll na cúirte, ar na bfillead
le hairgead, biaid a ccrúcaide dairgead,
agus a soicéid do práis.
18. Biaid fad na cúirte na ċéud
cubad; agus a leiṫead caogad ar gaċ
éon taoiḃ, agus cúig cubaid dáirde, do
líneadach finealta ċasda, agus a soi-
céid do práis.
19. Béid soiṫiġe an tabernacuil
uile, a nuile seirbís, agus a nuile tair-
nge, agus tairngid na cúirte uile béid
do práis.
20. Agus aiṫeonuiġ tú do ċloinn
Israel, go ttugaid ċugad an ola
fíorġlan do ċrann ola bruite, ċum an
tsoluis, do ṫabairt ar an lampa lasad
a gcomnuiġe.

21. A ttabernacuil an ċomċruinniġe
taobh amuigh don folaċ, noċ atá ar
coinne na fiadnuise, oirdeoċaid Aaron
agus a mic é ó ṫraṫnóna go maidin a
bfiadnuise an tiġerna: biaid so na sta-
tuid go brác dá ngeinealacuib, do ṫaoiḃ
ċloinne Israel.

## CAIB. 28.

AGus glacsa ċugad Aaron do ḋearbráṫair, agus a
mic maille ris ó measg ċlo-
inne Israel, chor go ndéna
sé ministralaċ damsa a noifig an
tsagairt, eadon Aaron, Nadab, agus
Abihu, Eleasar agus Itamar, mic
Aaron.
2. Agus do ḋéna tú éadaċ naomṫa
do Aaron do ḋearbráṫair, mar ġlóir a-
gus mar sgéim.
3. Agus laibeóra tú ris a nuile
duine, atá eagnuiḋe a gcroide, noċ do
líon mise le spiorad na heagna, ċor go
ndéanaid culaid Aaron do ċoisreag-
ad, ionnus go bfognuiḋ damsa a noifig
an tsagairt.
4. Agus a siad so na héaduiġe do
ḋéanuid; uċtéideag, agus ephod, agus
róba, agus cóta bróidinealta, agus
mior agus crios: agus do ḋéanuid éadui-
ġe naomṫa mar so do Aaron do ḋear-
bráṫair, agus da macaib, ionnus go
bfognuiġ ministralaċ do ḋénam damsa,
a noifig an tsagairt.
5. Agus glacfuid ór agus gorm,
agus purpuir, agus sgarlóid, agus lí-
neadaċ finealta.
6. Agus do ḋéanuid an tephod dóir,
do ġorm, do purpuir, agus do sgarlóid,
agus do líneadaċ finealta ċasda, maille
re hobair ġlic.
7. Biaid aige de sin dá píosa gúa-
lann ceangailte agá dá imeal, agus
mar sin ceangaltar dá ċéile é.
8. Agus biaid an crios bróidi-

nealta a Nephoid, noch atá air, don
ccéadna do réir a oibre sin: dóir,
do ghorm, do phurpair, agus do
scarlóid, agus do linéadach finéalta
casda.

9. Agus glaca tú dá chloich Onix,
agus grabáil anmanna chloinne Israel
orra.

10. Sé dá nanmannaibh ar éan chloich,
agus na sé hanmanna eile, na coda
eile, ar an gcloich eile, do réir a
ningsirecht.

* Eagna 18. 24. 11. * Maille ré hobair grábaluigh
a gcloich, cosmhuil ré grábáil sighnéd
ghrábhalfuis tú an dá chloich, maille
ré hanmannaibh chloinne Israel: cuir-
fe tú fa deara a gcur a gcumhdai-
gib óir.

12. Agus cuirfe tú an dá chloich
ar ghuáillibh a Nephod, mar chlo-
chaibh cuimhnighe do chloinn Israel,
agus iomchóra Aaron a nanmanna as
coinne an tighearna, ar a dá ghualainn
mar chuimhne.

13. Agus do dhéana tú failge
dóir.

14. Agus dá slabhra dóir ghlan ar
a gceannaib; dobair fighte do dhéna tú
iad, agus ceangail na slabhraidhe fighte
do na failgib.

15. Agus do dhéna tú uséideadh an
bhreitheamhnuis le hobair chéardamhuil, amhuil
oibre a Nephod do dhéna tú é; dóir,
do ghorm, do purpair, agus do scar-
lóid, agus do linéadach finealta casta
do dhéna tú é.

16. Ceathairbheannach bias sé ar na
dúbladhadh, réise bias na fad, agus
réise bias na leithead.

17. Agus cuirfe tú ann cuir do
chlochaibh, gidhon ceithre chúrsa do chlo-
chaibh: biáidh an céad chúrsa do
Shardius, do Thópas agus do Char-
buncail: budh é so an céad chúrsa.

18. Agus biáidh an dara cúrsa,
Emereud, Saphir, agus Diamond.

19. Agus an treas cúrsa, Ligur,
Agat, agus Ametist.

20. An ceathramhadh cúrsa, Beril, a-
gus Onix, agus Iasper: an óir cuirfi-
gear iad ann a nionud.

21. Agus béid na clocha maille ré
hanmannaibh chloinne Israel, a dó dhéag do
réir a nanmann, grábalta (a mail)
grábáil sighnéid: gach aon diob lé
a ainm, béid do réir an dá threibh
dhéag.

22. Agus do dhéna tú ar an us-
pláta slabhraidhe ag na ceannaib dobair
fighte dóir fhíorghlan.

23. Agus do dhéna tú ar an us-
pláta, dá fháinne óir, agus cuirfe tú
an dá fháinne ar dhá cheann an us-
pláta.

24. Agus cuirfe tú an dá slabhradh
fighte dóir anna dá fháinne atá ar
ceannaib an usspláta.

25. Agus an dá cheann eile don
dá shlabhradh fhighte, ceangola tú an
sa dá fhail, agus cuirfe tú iad ar
phiosaighibh na gualann an Ephod ar
aghaidh.

26. Agus do dhéna tú dá fháinne
óir, agus cuirfe tú ar dá cheann an us-
pláta iad, a nimeal sin, noch atá leith
ré taobh an usspláta a stigh.

27. Agus dá fháinne eile óir do
dhéna tú, agus cuirfe tú iad ar dá
thaobh an Ephóid sios, láimh ris an gcuid
thoir de, tall as coinne a chupluighthe,
ós cionn creasa ceardamhuil an E-
phod.

28. Agus ceangolaid siad an
tusslach le na fáinnighibh, do fháinni-
gib an Ephoid le lása do ghorm, con
go mbia ós cionn creasa chéardamhuil an
Ephod, agus nach scaoilfighear an us-
pláta don Ephod.

29. Agus iomchóra Aaron anmanna
chloinne Israel, ann sa nusspláta sin
an bhreatheamhnuis, ar a chroidhe,
a nuáir rachus a steach do náit
naomhtha, mar chuimhne do lathair an ti-
ghearna a gcomhnuidhe.

30. Agus cuirfe tú a nusspláta
an bhreitheamhnuis an Urim agus an
Thummim: agus béid ar chroidhe Aá-
ron a nuáir rachus sé a steach as
coinne an tighearna: agus iomchóraidh
Aaron breitheamhnus chloinne Israel ar a
chroidhe, a bhfiadhnuisi an tighearna a
gcomhnuidhe.

31. Agus

31. Agus do dhéna tú róba an E-
phod do ghorm uile.
32. Agus biáidh poll iona mullach,
iona lár biáidh cheangal dobair fighte
timchioll fa gcuáirt an phuill, mar
do bheith poll habergion, go nach
brisdighe é.
33. Agus síos ar a fatfuáim do
dhéna tú pomgranáit do ghorm, agus
do purpuir, ⁊ do sgarlóid timchioll fa
gcuáirt na fatuáime; agus cluigíne
óir eatorra timchioll fa gcuáirt.
34. Cluigín óir, agus pomgranáit,
cluigín óir agus pomgranat, ar fa-
tuáim an róba fa gcuáirt.
* Eccl. 45.9. 35. * Agus biáidh sé ar Aáron ag
miniosdrálacht: agus cluinfighear a
uáim a nuáir racus sé a stech do náit
naomhtha, a lathair an tighearna, agus a
nuáir tiocfas amach: go nach bfagadh
bás.
* Gaib. 39.30. Eccl. 45.11. 36. * Agus do dhéna tú pláta dór
fíorghlan, agus gnabáil ar amhail gná-
bála signéid NAOMHTHACHD DON
TIGHEARNA.
37. Agus cuirfe tú é ar lása
gorm, ionnus go mbiáidh ar an miter, ar
chadh toraigh an mhiter biáidh sé.
38. Agus biáidh sé ar édan Aáron,
chor go niomchórraidh Aáron sceart na
niteadh naomhtha noch naomhtochraidh clann
Israel, iona mbronntaibh naomhtha uile,
agus biáidh sé a gcomhnaidhe ar édan, chor
go nglacfuighear iad a bfiadhnuisi an
tighearna.
39. Agus cuirfe tú bródáil leis
an gcóta do linéadach finealta, agus do
dhéna tú an Miter do linéadach finealta,
agus do dhéna tú an crios dobair snái-
tede.
40. Agus do dhéna tú cótuidhe do
mhacaibh Aáron, agus do dhéana tú
creasana dhóibh, agus do dhéna tú
buinéit dóibh, mar ghlóir ⁊ mar sgéimh.
41. Agus cuirfe tú ar Aáron do
dhearbhrathair iad, agus ar a macaibh
maille leis: agus ungfuidh tú iad, a-
gus coisreocaidh tú iad, agus naomhto-
chaidh tú iad; chor go ndéanaid minio-
sdralas dhamhsa a noifig an tsagairt.
42. Agus do dhéna tú brisdighe
linéadaigh dóibh, dfolach a ttárnocht: ó
ná háirnibh go nuige na sliasta roite-
ochaidh siad.
43. Agus béid siad ar Aáron, a-
gus ar a mhacaibh, a nuáir tiucfaid
siad a stech go tabernacuil an chom-
chruinnighe, nó a nuáir tiucfaid siad a
bfogus do naltóir, do miniosdralas
an sa náit naomhtha; go nach iomchraid eg-
ceart agus go nésgfuid: biáidh sé na reacht
go bráth dó féin, agus dá shíol na
diáig.

---

## CAIB. 29.


Gus is é so an ní do dhéna
tú riú dá naomhadh, do mi-
niosdralas damhsa a noi-
fig an tsagairt: * glac * Lebhit. 9.2.
éanbulóg óg, agus dá reithe
gan cháidhe.
2. Agus arán gan laibin, agus
bairgena gan laibin, ar na gcumasc
le hola, agus ablana gan laibin, ung-
tha le hola: do plúr cruithneachta do dhéna
tú iad.
3. Agus cuirfe tú a néinchléibin
iad, agus do béara tú leis iad annsa
chléibin, maille ris an mbulóig, agus
an dá reithe.
4. Agus do béura tú Aáron a-
gus a mic go dorus an tabernacuil
an chomchruinnighe, agus nighfe tú iad le
huisge.
5. Agus glacfa tú na culadha,
agus cuirfe tú an cóta ar Aáron, a-
gus róba an Ephod, agus an Ephod
maille ris an usbláta, agus criosluigh
é lé crios cuidamhuil an Ephod.
6. Agus cuirfe tú an Miter ar
a cheann, agus cuirfe tú an choróin naomh-
tha ar an miter.
7. Ann sin glacfa tú an ola ungtha,
agus dóirtfe tú ar a cheann í, agus
ungfa tú é.

8. Agus

8. Agus do ḃéura tú a ṁic leis, agus cuirfe tú cótuiḋe orra.

9. Agus crioslocuiḋ tú iad le criosanuiḃ (Aaron agus a ṁic) agus cuirfe tú na boinéid orra; agus biáiḋ oifig an tsagairt aca mar reaċt
* Caib. 28.41. siorruiḋe, * agus coisreocuiḋ tú Aaron agus a ṁic.

10. Agus do ḃéura tú fa deara bulóg do ṫabairt as coinne an tabernacuil an choimchruinniġ, agus cuirfe
* Lebhit. 1.4. * Aaron agus a ṁic a láṁa ar ċionn na bulóige:

11. Agus muirfe tú an bulóg as coinne an tiġearna, ag doras tabernacuil an ċoimċruinniġe.

12. Agus glacfa tú d'fuil na bulóige, agus cuirfe tú ar beannuiḃ na haltóra led ṁéur, agus dóirtfe tú a nfuil uile re taoiḃ na haltóra.

* Lebhit. 3.3. 13. Agus * glacfa tú an méathar uile folcus an mionaċ, agus an seaċt bios ós cionn na náe, agus an dá dubán, agus an ġeir bias orra, agus loisg ar a naltóir iad.

14. Aċt feóil na bulóige, agus a seiċe, agus otraċ loisgfe tú le teine taoiḃ amuiċ don ċampa iad: is offráil pheacaiḋ í.

15. Glacfa tú mar an gcéadna aonreiṫ, agus cuirfe Aaron agus a ṁic a láṁa ar ċionn an reiṫe.

16. Agus muirfe tú an reiṫ, agus glacfa tú a fuil, agus croiṫfe tú timċioll fa gcuáirt ar a naltóir í.

17. Agus gearrfa tú an reiṫ na ċodċuibh, agus nigfe tú a inniḋe, agus a ċosa, agus cuirfe tú (iad sin) a gceann a ċodċan, agus a gcionn a ċinn.

18. Agus loisgfe tú an reith iomlán ar a naltóir: is offráil loisge don tiġearna sin: is deaġbalaḋ é offráil dhéanta le teiniḋ don tiġearna.

19. Agus glacfa tú an reiṫ eile, agus cuirfe Aaron agus a ṁic a láṁa ar ċeann an reiṫe.

20. Ann sin muirfe tú an reith, agus glacfa tú dá fuil, agus cuirfe tú ar ṁoṫán cluáisi deise Aaron, 7 ar ṁoṫán cluáise deisi a ṁic agus ar ordóig a láiṁe deise, agus ar ordóig a ccoise deise í, agus croith a nfuil ar a naltóir timċioll fa gcuáirt.

21. Agus glacfa tú do nfuil atá ar a naltóir, agus don ola ungṫa, agus croiṫ í ar Aaron agus ar a ċulaiḋ agus ar a ṁacaiḃ, agus ar ṡorġiḃ a mac leis, agus biáiḋ sé naoṁṫa, agus a ṡorġe, agus a ṁic, agus ṡorġe a mac leis.

22. Agus mar an gcéadna beara tú don reiṫe an ġeir agus bun a nearbuill agus an ġeir folcus na hinniḋe, agus scaṫ na náe agus an dá dubán, agus an ġeir atá orra, agus an slinnéun deas: óir is reiṫe coisrigṫe é.

23. Agus aon bhuilín aráin agus aon bhairgin daráin olaḋa, agus ṡnablann as cliḃín a naráin gan laibin, atá as coinne an tiġearna.

24. Agus cuirfe tú sin uile a láṁuiḃ Aaron, agus a láṁuiḃ a ṁac, agus croiṫfe tú anonn, agus a nall na nofráil ċroiṫe a bfiaḋnuise an tiġearna.

25. Agus glacfa tú as a láṁuiḃ iad, agus loisgfe tú iad, ar a naltóir mar offráil loisge, mar ḋeaġbalaḋ a laṫair an tiġearna, is offráil dhéanta le teiniḋ í don tiġearna.

26. Agus glacfa tú uċt reiṫe ċoisricṫe Aaron, agus croiṫfe tú é mar offráil ċroiṫe iad a laṫair an tiġearna: agus buḋ í sin do ċuidsi.

27. Agus naoṁṫoċa tú uċt na hoffrála ċroiṫe, agus slinnéan na hoffrála tógṫa, noċ croiṫtar agus noċ tógṫar suas do reiṫe an ċoisrigṫe, don ní is le hAaron, agus don ní atá dá ṁacaiḃ.

28. Agus buḋ le hAaron agus le na ṁacaiḃ sin maille re reaċt siorruiḋe ó ċloinn Israel: óir is offráil tógṫa í, agus buḋ offráil tógṫa ó ċloinn Israel í, do ioḋbairt na hoffrála síoṫċána í, a nofráil thógtha chum an tiġearna.

29. Agus buḋ le macaiḃ Aaron a éadaiġe naoṁṫa na ḋiaiġ féin, dá

nungaḋ

ungaḋ ionta sin, agus ċum beiṫ cois-
regṫa ionta.

30. Agus an mac sin biaſ na sa-
gart na áit, cuirfiḋ sé ⁊ iad seaċt lá
a nuáir tiocfas go tabernacul an
ċomċruinniġ, do ṁinioſtralaſ sa náit
naoṁṫa.

31. Agus glacfa tú reiṫe an
ċoisregṫa, agus bruitfe tú a feóil
sa náit naoṁṫa.

32. Agus iosa Aáron agus a ṁic
* Lebhit. 8. 31. Math. 12. 4. feóil an reiṫe, agus an * tarán biaſ
an sa ċléibin, ag dorus tabernacuil
an ċomċruinniġ.

33. Agus iosaid na neiṫe sin lé
ndearnaḋ an tsíoḋċáin dá gcoisreagaḋ,
agus dá naoṁaḋ: aſ ni iosa coimig-
ṫeaċ ḋíob sin, do ċioñ go bfuilid naoṁ-
ṫa.

34. Agus má fanañ ſinni don
feóil ċoisrigṫe, nó don arán go mai-
ḋin; añ sin loiscfe tú an fuiġell le
teinid: ni hiosṫar é, do ċioñ go bfuil
sé naoṁṫa.

35. Agus is mar so do ḋéana tú
ré hAáron agus ré na macaib, do réir
a nuile neiṫe do aiṫin mé ḋíot: seaċt
lá ċoisreocus tú iad.

36. Agus offrálfaiḋ tú gaċ ló
lá bulóg ar son offrála peacaiḋ, ar
son síoṫċána: agus glanfa tú a
naltóir, a nuáir do ḋéna tú síth ar
a son, agus ungfa tú i dá naoṁaḋ.

37. Seaċt lá do ḋéna tú síṫ ar son
na haltóra, agus naoṁṫocha tú i: a-
gus biáiḋ na haltóir ro naoṁṫa: gioḋ
bé ar biṫ beanas ris a naltóir, biáiḋ sé
naoṁṫa.

38. A nois sé so an ni sin offrail-
* Uibhr. 28. 3. fios tú ar a naltóir; dá * úan don
ċéidbliaḋain ó lá go lá go cointin-
ṫeaċ.

39. Aón lubán díob do ḋéna tú
offráil ar maidin: agus an lubhán
eile offráilfe tú um nóin.

40. Agus le haón úan an deaċmaḋ
rañ plúir, comaisce leis an gceaṫ-
ramaḋ cuid do hin dola búailte, a-
gus an ceaṫramaḋ cuid do hin fiona,
mar offráil ḋiġe.

41. Agus an túan eile offráilfiḋ
tú um nóin, agus do ḋéna tú ris do
réir na hoffrála biḋ na maidne, agus
do réir na hoffrála diġe na maidne,
mar bolaḋ mait: is offráil i ḋéanta le
teinid don tiġearna.

42. Biáiḋ so na hoffráil ċoinntin-
ṫeaċ loiscṫe ar feaḋ bur ngeinealach,
ag dorus tabernacuil an ċomċruinniġ
a bhfiaghnuisi an tighearna: áit a
tteigeóma misi ribh, do laḃairt añ sin
riot.

43. Agus añ sin teigeómus mé
re cloiñ Israel, agus do ḋéantar an
(tabernacul) naoṁṫa lem glóir.

44. Agus naoṁṫoċa mé taberna-
cul an ċomhchruinnigh, agus a nal-
tóir: naoṁṫoċa mé mar an gcéadna
Aáron agus a ṁic do ṁinioſtralaſ
ḋam a noifig an tsagairt.

45. Agus do ḋéna mé coinnige
a measg ċloinne Israel, * agus béuḋ
am Ḋia aca. * Lebhit. 26. 12. 2 Cor. 6 16.

46. Agus aitheonuid siad gur
mé an tiġearna a Ḋia, noċ tug a
mach iad as críċ na hÉgipte, ionus
go gcoimneóċuinn na measg: Is misi an
tiġearna a Ḋia.

Caib. 30.



Agus do ḋéna tú altóir do
loscaḋh tuise uirre, do
chrañ Sitim do ḋéana
tú i.

2. Cubad buḋ é a faḋ, agus cubad
a leiṫeaḋ: ceaṫairḃeannaċ biaſ sí, agus
biáiḋ a háirde dá ċubad: (biáiḋ) a
beanna don ccéadna.

3. Agus fóileoċa tú don fíor-
glan i, a húaċtar agus a taoḃ tim-
ċioll fa gcuáirt, agus a beanna: a-
gus do ḋéna tú ḋi corón óir timċioll
fa gcuáirt.

4. Agus

4. Agus do dhēna tú dá ḟáinne óirdi, faoi an ċoróin, agá dá ċoirnéul: agá dá taob do dhēna tú iad, agus bēid siád mar áitibh do bhatuidhibh dá hiomċar leó.

5. Agus do dhēna tú na maidide do ċrann Sitim, agus foileoċuidh tú le hór iad.

6. Agus cuirfe tú as coinne an ḟolluigh i, atá láimh re háirc na fiádhnuise; ás coinne an tsuidhe ṫrócaire atá ós cionn an fiadhnuise, mar a ttegamha misi riot.

7. Agus loisgfe Aáron tuis degbholuidh gach aon maidin uirre a nuáir deisseoċa sē na lampuidhe, loisgfe sē tuis uirre.

8. Agus a nuáir lassfas Aáron na lampuidhe um noin, loisgfe sē tuis uirre, tuis bhiobhuan a bhfiaḋnuise an tiġerna, ar fēd bhur ngeinealach.

9. Ni loisgfide tuis ċoimhidhech air biot uirre, nó iodhbuirt loisge, no offráil bhidh; ni mo doirtfide offrála dighe uirre.

10. Agus do dhēna Aáron sít air a bennuibh uáir san mbliadhuin, lē fuil (offrála) ṗecaidh na síte: uáir san mbliadhuin do dhēna sē síd uirre ar fēd bhur ngeinealach: atá sí ro náomṫa don tiġerna.

11. Agus do labhair an tiġerna re Maóise, ga rádh.

12. A nuáir ġlacfas tú suim ċloinne Israel do réir a nuibhre; ann sin do bhēuraidh gach duine fuásgladh ar son an ma don tiġerna, a nuáir áireomus tú iad, go naċ biáidh plaigh na measc, a nuáir aireomas tú iad.

13. Is ē so do bhēuruidh uáta, gach duine da racaidh ṫort na measc atá áirmiṫe; leitsecel do réir * na sanctóra, (secel is ē sin fiċċe gērah), agus leitsecel offráil an tiġerna.

14. Gach uile dhuine dá tteid ṫort na measg atá airmiṫe, ó fiċċid bliadhan dáois agus ós a ċionn, do bhēura sē offráil don tiġerna.

15. Ni ṫiubhra saidhbhir nios mó uádha, agus an bocd ni ṫiubhra nios luġa nó leiṫ secel, a nuáir do bhēruidh offráil don tiġerna, do dhēnamh síṫe dá bhur nanmannuibh.

16. Agus glacfa tusa an tairgead síṫe ó ċloinn Israel, agus cuirfe tú ē do sheirbhis ṫabernacuil an ċomċruinnigh ionnus go mbia na ċuimhne do ċloinn Israel a laṫair an tiġerna, do dhēnamh síṫe dá bhur nanmannuibh.

17. Agus do labhair an tiġerna re Maóise da rádh,

18. Do dhēna tú mar an gcedna lábeir prāis, agus a ċos mar an gcedna do prās, do ionnladh (as:) agus cuirfe tú ē idir ṫabernacul an ċomċruinnig, agus a naltoir, agus cuirfe tú uisge ann.

19. Oir ionnladuidh Aáron agus a mic a láma agus a gcosa aige.

20. Agus a nuair raċuidh go tabernacul an ċomċruinniġ, ionnladuidh siád lē huisce, go nac bhfaġaid bás: nó a núair ṫiocfaid a bhfogus do naltoir do minisdralachd, do losgadh offrála dhēnta lē teinidh don tiġerna.

21. Mar sin nighfid a láma agus a gcosa, go nac bhfaġaid bás: biáidh so na reaċt dóibh go bráth, dósan, agus da ṡíol ar fēd a ngeinealach.

22. Tuilleadh fós, do labhair an tiġerna re Maoise, ga rádh.

23. Glac ṫusa mar an gcedna ċugad spiósra oirdhearca, do Mhirr ġloin cuig ċēd secel, agus do Shinamon dheaġbholuidh a leaṫ oiread sin, dá ċēd agus caógad secel, agus do ċalamus dheaġbholuidh dá ċēd agus cáogad secel.

24. Agus do ċassia cuig ċēd secel do réir secel na sanctóra, agus hin * dola ċroinn ola.

* Caib.29.40.

25. Agus do dhēna tú ola dhe, dola náomṫa, agus ola cumaiscṫe do réir ealadhan an poteċari: biáidh si na hola naómṫa ċum ungṫa.

26. Agus ungfa tú tabernacul an ċomċruinnigh lē, agus airc na fiadhnuise:

27. Agus an bórd, agus a ṡoitide uile, agus an coinnleóir agus a ṡoitide, agus altoir na tuise.

28. Agus

* Vibhr.1.2,5.
* Rev.27.25.
Vibhr.3.47.
Ezech.45.12.

28. Agus altoir na hofrála loi-
sge, gona huile ṡoiṫiḋiḃ, agus an
láḃeir, agus a cos.

29. Agus naomṫoċa tú iad, ion-
nus go mbeid ro naomṫa: gioḋ bé ar
biṫ ni ḃeanus riu biaiḋ sé naomṫa.

30. Agus ungfa tú Aaron agus
a ṁic, agus coisreocha tú iad, ċor
go miniostrálfuid damsa a noifig an
tsagairt.

31. Agus laiḃeórha tú re cloin̄
Israel, dá raḋ: biaiḋ so na hola na-
omṫa ungṫa damsa ar feaḋ bur ngeine-
lach.

32. Ar feóil duine ni doirtfiġear i,
ni mó ḋéantaoi samuil di, do reir a
compóideas: is naomṫa í, agus biaiḋ
si naomṫa daoiḃsi.

33. Gioḋ bé ar biṫ ḋéanas cumusc
cosṁuil ria, nó gioḋ bé ar biṫ ċuirfeas
di ar ċoimiġṫeaċ, gearrfuiġṫear ċeana a
maċ óna ḋaoinib é.

34. Agus a duḃairt an tiġearna re
Maóise, glac ċugad spiósra deaġbal-
aiḋ, stáct agus onicha, agus galba-
num; na spiósra deaġbalaiḋsi maille
re túis ġloin, oiread re ċéile dá gac
aon diob.

35. Agus do ḋéana tú perfiúm de,
cumasc do réir ealaḋan an poteceáiri,
cumuscṫe ċéile, ré fiorġlan (agus)
naomṫa.

36. Agus brisfiḋe tú cuid de sin
ro ṁin, agus cuirfe tú cuid de as
coiṁe na fiaḋnuise an̄ sa tabernacuil
an ċoimṫionoil ait a tteigeamha misi
riot: biaiḋ sé ro naomṫa daoiḃ.

37. Agus ar son na perfiúime do
ḋéana tú: ni ḋéantaoi ḋiḃ féin do
reir a ċumaisc sin: biaḋ sé duitsi na-
omṫa don tiġearna.

38. Gioḋ bé ar bioṫ ḋéanas samuil
dó sin do bolṫnuġaḋ, gearrfuiġear é
amach ó na daoinib.

## Caib. 31.

Agus do labair an tiġearna re
Maóise, dá raḋ.

2. Feuċ do ġoir mé go
ainmniġṫe air Bhesaleel, mac
Uri: * mic Hur, do ṫreib * 1 Chron. 2.
Iúdah: 20.

3. Agus do líon mé é do spioraid
Dé, a neagna, agus a ttuigsin, agus
a neólus, agus an̄sa nuile ġné oibre,

4. Do ṫionnscnaṁ oibreach ngliocusach,
do oibriuġaḋ a nór, agus
a nairgead, agus a bpras,

5. Agus a ngearraḋ cloċ dá gcur,
agus ag ceirbeardaiḋ adṁaid, doibriu-
ġaḋ an̄ gach uile ṡórt oibre.

6. Agus misi, féch, tug me maille
leis, Aholiab mac Ahisamach, do
ṫreib Dan; agus a gcroiḋṫib gaċ a
bfuil glicchroiḋeach do ċuir mé eagna;
ċor go ndéarnadaois a nuile ni do aitin
mé dioṫsa:

7. Tabernacuil an ċoimċruinniġ
agus airc na fiaḋnuisi, agus an
suiḋe trócaire atá uirre, agus uile
ṡoiṫiġe an tabernacuil,

8. Agus an bórd, agus a mbeannan̄
ris, agus an coinṅleóir glan, gun
a ġleus uile, agus altoir na tuise.

9. Agus altóir na hofrála loisge,
maille re na huile ionstrumuintib,
agus a láḃeir agus a cos.

9. Agus na héaduiḋe seirbise, agus
an culaiḋ naoṁṫa do Aaron an sa-
gart; agus na culaḋa dá ṁacaib, do
ṁinioṡtralas a noifig an tsagairt.

11. Agus a nola ungṫa, agus
an tuis deaġbolaiḋ do nait naomṫa:
do reir a nuile ni do aitin mé diot, do
ḋéanaid siád.

12. Agus do labair an tiġearna re
Maóise, gá raḋ.

13. Labair fós re cloin̄ Israel
gá rádh, go deimhin coimhéad-
fuiḋe mo sábóid: oir is comarṫa
eadrum féin agus sibse i: ar feaḋ bur
ngeinealach,

ngeinealach, go mbia a fios agaibh gur mé an Tighearna naomhas sibh.

* Caib. 20. 8. Deut. 5. 12. Ezech. 20. 12.

14. Coimhéoccaoi * an Sábóid ar a nadhbharsin: óir atá naomhtha dhaoibh. A nuile dhuine bhrisios í, cuirfighear go deimhin chum báis é: óir gidh bé neach oibrigheas innte, gearrfaighear an anam sin ó beith a measg a dhaoine.

15. Sé lá is féidir obair do dhéanamh, ach an seachtmhadh lá sé Sábóid an trocamhail é, naomhtha * don tighearna: gidh bé dhéanas obair ar bith a ló na Sábóide, cuirfighear go deimhin chum báis é.

16. Ar a nadhbharsin coimhéoccaid clann Israel an tSábóid, do choiméud na Sábóide ar feadh a ngeinealach mar chunnradh síorraidhe.

* Gein. 1. 31. & 2. 2.

17. Is comhartha eadrumsa, agus clann Israel go bráth é: óir ann a sé lá do rinne an tighearna neamh, agus talamh, agus ar an seachtmhadh lá do scuir sé, agus do léig scíth.

* Deut. 9. 10.

18. Agus tug sé do Mhaoise, a nuáir do chríochnaigh sé a chomhrádh leis ar sliabh Sinai, * dá chláir na fiadhnuise, cláir chloiche sgríobhtha lé méur Dé.

## CAIB. 32.



Agus a nuáir do chonnairc an pobal gur fhadáil Maoise teacht a nuas ón tsliabh, do chruinnigheadar an pobal iad féin go hAáron, agus a dubhradar ris, éirigh súas, déana dhúinn Dée rachus romhainn: Oir an Maoise so, an té thug as crích na hEgipte sinn, ní fheas dhúinn créad do imthigh air.

* Gníomh. 7. 40.

2. Agus a dubhairt Aáron riú, brisigh na cluásfáinnidhe óir atá ar chluásaibh bhur mban, agus bhur mac, agus bhur ninghean, agus tugaidh chugamsa iad.

3. Agus do bhriseadar an pobal na cluásfáinnidhe óir díobh, noch do bhí iona ccluásaibh, agus tugadar go hAáron iad.

* Psal. 106. 19. 1 Riogh. 12. 28.

4. * Agus do ghlac sé as a lámhaibh iad, agus do chum é lé hoirnis ghrabhála, tar éis laoigh leaghtha do dhéanamh de: agus a dubhradarsan, a siad so do Dhée si, ó a Israel, noch tug amach as crích na hEgipte thú.

5. Agus a nuáir do chonnairc Aáron sin, do thóg sé altóir as a choinne, agus tug Aáron fúagra, agus a dubhairt, is lá féasta a márach ag an tighearna.

6. Agus do éirgheadar súas go moch ar na mhárach, agus do offráladar iodhbairt loisge, agus tugadar offrála síthe leó, agus do shuidh * an pobal síos d'ithe, agus d'ól, agus do éirgheadar súas do shúgradh.

* 1 Cor. 10. 7.

7. Agus a dubhairt an tighearna re Maoise, éirigh, imthigh * romhad síos: óir do phobal, noch tug tú amach as crích na hEgipte, do thruáillighedar iad féin.

* Deut. 9. 12.

8. * Do filleadar go hobann as an tslighe do aithin misi díobh: do rinneadar laogh leaghtha dóibh féin, agus do adhradar dó, agus do iodhbradar dó, agus a dubhradar, is iad so do Dhée si, ó a Israel, noch tug thú amach as crích na hEgipte.

* Deut. 9. 8.

9. Agus a dubhairt an tighearna re Maoise, do chonnairc * mé an pobalsa, agus féuch is daoine cruadhmhuinil iad.

* Caib. 33. 3. Deut. 9. 13.

10. Anois uime sin léigsi damhsa, ionnus go lasaidh mo dhibfearg na naghaidh, agus go sgriosfa mé iad: agus do dhéuna mé cineadh mór dhíotsa.

11. * Agus do ghuidh Maoise an tighearna * a Dhia, agus do ráidh, a thighearna créad fa lasann thfearg a naghaidh do phobail, noch tug tú amach as crích na hEgipte, lé cumhachtaibh móra, agus lé láimh láidir.

* Psal. 106. 23. Deut. 9. 18.

12. * Créad as a labhóradaois na hEgiptigh, agus a nabeoradais, mar olc rug sé leis amach iad, dá marbhadh ann sna sléibhtibh, agus dá sgrios dha-

* Uibhr. 14. 13.

ghaidh

ghnúis na talman: iompóigh ód fheirg
bhuirb, agus claochlódh don ulc so a
naghaidh do pobail.
13. Cuimhnigh Abraham, Isaac, a-
gus Israel, do sheirbhisigh, dá ttug tú
tú féin mar mhionnaibh, agus a dubhairt
tú riu, do dhéana mé bur síol comhlion-
*Gein. 12. 7. mhur * ré réultaibh nimhe, agus an dú-
& 15. 7. & thaidhsi uile adubhairt mé, do bhéura
48. 16. mé dá bhur síol, agus béid iona hoi-
ghreacht go brách.
14. Agus do ghlac aithreachas an
tighearna fan olc do smuáin sé do dhéa-
nam dá pobal.
15. Agus do fhill Maóisi, agus
do chuáidh sé síos ón tsliabh, agus do
bhí dá chlár na fiadhnaisi na láimh: do
bhádar an dá chlár sgriobhtha ar gach
taobh; ar an ttaobhsi, agus ar an ttaobh
eile do bhádar sgriobhtha.
*Caib. 31. 18. 16. Agus do bé obair Dé na * cláir;
agus do bhí an sgribhinn, sgribhinn Dé, ar
na tarraing ar na cláraibh.
17. Agus a nuáir do chúala Iosua
gionac an phobail mar do gháirsedar, a
dubhairt sé re Maóise, atá gáir co-
gaidh ansa champa.
18. Agus a dubhairt seision, ní hé
guth na ndaoine noch gháirios fá buáidh,
ní hé guth na ndaoine éighios ar son
a gcloite: (as) fuáim na ndaoine do
ní canntaireacht, do chluinimsi.
19. Agus tárla, ar ball a ttái-
nic sé láimh ris an gcampa, go bfa-
caidh sé an lógh, agus an damhsa:
agus do ghrioshaigh fearg Mhaóisi, a-
gus do theilg sé na cláir as a lá-
mhaibh, agus do bhris fái bun an tslei-
be iad.
*Deut. 9. 21. 20. * Agus rug sé ar an lógh
noch do rinnedar, agus do loisg sé
san teinidh é, agus do meil sé na phú-
dar é, agus do leath sé ar a nuisce
é, agus tug ar chloinn Israel cuid de
sin dól.
21. Agus a dubhairt Maóise re
hAáron créad do rinnedar na daoine-
sonn, as a ttug tú a chomhmór so
do pheacadh orra?
22. Agus a dubhairt Aáron, ná hadh-
nadh fearg mo thighearna: atá fios na
ndaoine agadsa, go bhfuilid siad ul-
lamh chum urcóide.
23. Oir a dubhradar riomsa, déa-
na Dée dhúinn, noch rachus romhainn: óir
ar son an Mhaóisi si, an fear tug leis
sinn amach as crich na hEgipte, ní
feas dúinn cred do imthigh air.
24. Agus a dubhairt misi riú, gidh
bé agá bhfuil einréud óir, briseadh
sé dhe é: mar sin tugadar dhamhsa
é: ann sin do theilg mé san teinidh é,
agus táinic an lóghsa amach as.
25. Agus a nuáir do chonnairc Maóí-
se go rabhadar na daoine tarnocht
(óir do rinne Aáron lomnocht iad mar
náire dóibh a measc a námhad.)
26. Ann sin do sheas Maóise a
ngeata an champa, agus a dubhairt,
cia atá do thaoibh an tighearna,
(tigeadh sé) chugamsa: agus do
chruinnigheadar mic Lébhi uile chuige
a ccionn a chéile.
27. Agus a dubhairt sé riú, is
mar so a deir an tighearna Dia Is-
rael, cuireadh gach duine a chloi-
dheamh ar a thaobh, agus éirgheadh a
steach 7 a mach ó gheata go geata ar fead
an champa, agus marbhadh gach aon-
duine a dhearbhrathair, agus gach aon-
duine a chompánach, agus gach aon-
duine a chomharsa.
28. Agus do rinneadar clann Lébhi,
mar a dubhairt Maóise; agus do
thuit don phobal an lá sin timchioll
trí míle fear.
29. Oir a dubhairt Maóise, coisrea-
gaidh sibh féin a niugh don tighearna gach
uile dhuine ar a mhac, agus ar a dhear-
bhrathair, chor go mbronnfa sé beannacht
dóibh san ló a niugh.
30. Agus tárla ar na mhárach, go
ndubhairt Maóise ris an bpobal, do
rinnebhair peacadh mór: agus anois ra-
chad misi suas gus an ttighearna,
dob éidir go ndéanainn síothcháin ar son
bur bpeacaidh.
33. Agus do fhill Maóise gus an
ttighearna, agus a dubhairt; oh, do
pheacaidheadar an mhuintirse peacadh
 mór,

mór, agus do rinneadar Dée óir dóib féin.

32. Gidheadh anois, madh áill leat, mait dóib a bpeacadh: nó muna maithe tú dóib, cuir misi as do leabar (iarruim dathchuinge ort) noch do sgriob tú.

33. Agus a dubhairt an tighearna re Maoise, cidh bé ar bit do pheacaidh am aghaidh-si, is é chuirfeas mé as mo leabar.

34. Uime sin éirigh anois, treóraigh an pobal do náit a dubhairt mé riot: féuch, racaidh maingeal romhad: gidheadh an lá tiucfas me dfhéchuin orra, leanfaidh mé a bpeacadh orra.

35. Agus do chuir an tighearna pláigh ar a bpobal, do chionn an laoigh do dhéanamh, noch do rinne Aaron.

---

## CAIB. 33.

AGus a dubhairt an tighearna re Maoise, gluáis as so, agus éirigh suas as so tú féin, agus an pobal tug tú leat a mach as crich na Hégipte, don tir do mhionnuigh misi do Abraham, do Isaac, agus do Iacob, dá rádh, dot
* Gein.12.7. shíol * do bheura mé é.

* Deut. 7.22. Jos. 24.11.
2. * Agus cuirfe me aingeal romhad, agus dibeórad mé amach an Cananitech, an Tamoritech, an Hititech, an Perisitech, an Hibhitech, agus an Iebusitech:

3. Go tir fá thuile bhainne agus mheala: óir ni racha misi suas bur measg, óir atátaoi bar ndaoinibh
* Caib.32.9. Deut. 9.13. * cruadhmhuineil, deagla go ndiobhaighfinn sibh ar a tslighe.

4. Agus a nuáir do chuala an pobal na droichsceála sa, do dubhadar, agus nior chuir éanduine a bhreádas air.

5. Oir a dubhairt an tighearna re Maoise, abair re cloinn Israel, is pobal cruadhmhuineil sibh: tiucfa mé suas ionn bur lár a moment, agus diogbhaighfe mé sibh: uime sin anois cuir diot do dheisi uáit, ionnus go bfeadarsa créad do dhéuna mé riot.

6. Agus do nochtadar clann Israel iad féin, as a mbreádas láimh re sliabh Horeb.

7. Agus rug Maoise ar an tabernacul, agus do suighidh tóbh a muigh don champa é, a bfad ón champa, agus do goir tabernacul an chomhchruinnigh dhe: agus tárla gach aon da niarradh an tighearna, go ttigeadh amach go tabernacul an choimhchruinnigh, noch do bhi taobh a muigh don champa.

8. Agus tárla, a nuáir do chuaidh Maoise gus an ttabernacul, gur éirigh an pobal uile, agus gur sheas gach éanduine dhiob ag dorus a lóistin féin, agus gur féuchadar a ndiaigh Mhaoise, nó go ndeachaidh don tabernacul.

9. Agus tárla, mar do chuaidh Maoise a steach san tabernacul, go ttáinic an piléur néullach a nuas, agus gur sheas ag dorus an tabernacuil, agus do labhair an tighearna re Maoise.

10. Agus do chonnairc an pobal uile piléur néullach na sheasamh ag dorus an tabernacuil: agus do éirgheadar an pobal uile na seasamh, agus do adhair gach aonduine aca a ndorus a lóistin féin.

11. Agus do labhair an tighearna re Maoise aghaidh ar aghaidh, mar do laibheóradh duine re na chompánach. Agus do fhill a ris don champa; acht a sherbhiseach Iosua, mac Nun, an tóganach, ni dheachaidh sé as an tabernacul amach.

12. Agus a dubhairt Maoise ris an tighearna, féuch, a deir tú riumsa, beir suas an pobalsa: agus ni thug tú a fhios damh cia chuirfeá liom. Gidheadh a dubhairt tú, atá a fios agum cia thú as hainm, agus fuáir tú grása mar an gcéadna an mo radharc.

13. A nois uime sin iarruim dathchuinghe ort, ma fuáir mé grása an

do

do radharc, taisbéan damh a nois do
shlighe, le mbia haithne agum, lé
a bhfuighe mé grása an do radharc:
agus meas gurob iad an cineadhso do
ṗobal.
14. Agus a dubhairt seision, ra-
chaidh maġaidh (leat) agus do béura mé
suáimneas duit.
15. Agus a dubhairt sé ris, muna
ndeachaidh haġaidh (liom) ná beir súas as
so sinn.
16. Oir cionnus biadh a ḟios annso,
go bfuáir misi agus do ṗobal grása
ann do radharc? nach le ṫusa do dhul
linn? mar sin dealochthar sinn, misi a-
gus do ṗobal ó nuile ṗobal, dá bfuil
ar ḋruim na talmhan.
17. Agus a dubhairt an tiġearna ré
Maóise, do ḋéana mé an ni so mar an
gceadna a dubhairt tusa: óir fuáir tú
grása ann mo radharc, agus atá aiṫne
agum ort ad ainm féin.
18. Agus a dubhairt seision, iar-
ruim datchuinge ort taisbéan do ġlóir
ḋam.
19. Agus a dubhairt seision, do
béura mé ar mo ṁaiṫeas uile dul romhad,
agus fuaigeora mé ainm an tiġearna
romhad: agus biad grásamhuil don ti
* Rómh. 9. 15. dá mbia mé * grásamhuil, agus tais-
beanfad trócaire don ti dá ttaisbeana mé
trócaire.
20. Agus a dubhairt seision, ni
ḟéadann tú maġaidh dfaicsin: óir ni faic-
fe éanduine mé, agus marṫuinn na di-
áiġsin.
21. Agus a dubhairt an tiġearna,
féuch, atá áit láimh riom, agus seasfa
tusa ar ċarraic.
22. Agus tiucfa de, an fead biás
mo ġlóir ag gabháil tort, go ccuirfe
mé ṫusa a scoilteadh don ċarraic, agus
foileocha mé tú leam láimh, an fead biás
mé ag gabháil ṫort.
23. Agus toigeobha mé mo lámh,
agus do ċife tú an ċuid siar diom:
acht ni faicfighear mo ġnuis.

## Caib. 34.

Agus a dubhairt an tiġearna re
Maóise, * snoigh duit féin * Deut. 10. 1.
dhá clár chloiċe, mar na
céad ċláir: agus scri-
obtha misi ar na cláruibhsin na bri-
aṫra do bhi ann sna ceadċláruibh do bhris
tusa.
2. Agus bi réidh ar maidin, agus
tárr súas ar maidin go sliabh Si-
nai, agus taisbéan ṫú féin ann sin
damsa a mullach an tsléibhe.
3. Agus ni ṫiocfa * éanduine leat * Caib. 19. 12.
súas, agus ná léig éanduine dfaicsin
ar fead an tsléibhe uile, agus ná léig
na treada nó na healbhadha dingilt as
coinne an tsléibhe sin.
4. Agus do ṡnoigh sé dhá chlár
ċloiċe, do nós na gceadċlár: agus do
éirig Maóise go moch ar maidin, a-
gus do ċuáidh súas ar ṡliabh Sinái, mar
do aiṫin an tiġearna de, agus rug
iona láimh leis an dá clár ċloiċe sin.
5. Agus ṫáinic an tiġearna a núas
annsa néull, agus do seas na ḟochair
(annsin) agus do ḟúagair ainm an ti-
ġearna.
6. Agus do ġabh an tiġearna ṫairis
as a ċoinne, agus do ḟógair an tiġearna
an tiġearna Dia, ṫrócaireach, ⁊ grásamhuil,
fadḟuilngṫeach, ⁊ iomlán do ṁaiṫ agus
dfírinne,
7. Ag coimead trócaire do ṁiltibh,
ag maiṫeamh éigceart, sáruiġṫe, agus
ṗeacaidh, agus nach saorfuidh ar éanchor na
cionntuiġ, ag * leanmhuin ċionntadh na naiṫ- * Caib. 20. 5. Deut. 5. 9. Jer. 32. 18.
reach ar an gcloinn, agus ar ċloinn na
cloinne, go nuige an treas agus an
ceaṫramadh glún.
8. Agus do rinne Maóise deiṫneas,
agus do ċrom a ċeann ċum na talmhan,
agus do adhair sé.
9. Agus a dubhairt, má fuáir mé
anois grása ann do radharc, ó a ṫiġear-
na, tigeadh an tiġearna nar measg, guidhim
ṫú, (óir is dróinge cruádhmhuineil iad) a-
gus maiṫ ar ccoir agus ar bpeacadh,
agus glac sinn mar hoighreacht féin.

10. Agus a dubhairt seision, Féuch, do nim* cunnradh: as coinne do phobail uile do dhéana mé iongantadha; a leitéid nach dearnadh san domhan uile, nó a náon chrích: agus do chífidh an pobal uile a measc a bhfuil tú, do chífidh obair an tighearna; oir is ni uathbhásach do dhéana mé riot. [* Deut. 5. 2.]

11. Coimédsa an ni aitheonus mé dhiot, anosa ló niugh; féuch tiomainese mé a mach romhad an Tamoritech, agus an Cananitech, an Hititech, agus an Perisitech, agus an Hibitech ⁊ an Iebusitech.

12. * Tabhair aire dhuit féin deagla go ndéantá cunnradh ré dúthchasaibh na tíre iona bhfuil tú ag dul; deagla go mbiadh sin na dhul ann do lár astigh. [* Caib. 23. 32. Deut. 7. 2.]

13. Acht sgriosfaidh sibh a naltóra, brisfidh sibh a niomháighe, agus gearrfaidh sibh síos a ngarrain.

14. Oir ni adhróra tú Dia ar bith eile: oir an tighearna, a bhfuil ainm éudmhar, as Dia * éudmhar é. [* Caib. 20. 30.]

15. Deagla go ndéantá cunnradh ré dúthchasaibh na tíre, agus go rachadaois do striapachus a ndiaidh a ndée sin, agus iodhbairt do dhéanamh dá ndeeibh agus do go ngoirfeadh duine tusa, agus go niosfá dá iodhbairt.

16. Agus go nglacfá * a ningiona dot macaibh, agus go rachadaois a ningheana dó striapachus a ndiaidh na ndée sin, agus go ttiubhraidís ar do macaibhsi dul do striapachus a ndiaidh a ndée. [* 1 Riogh. 11. 2.]

17. Ni dhéana tú dée leaghtha dhuit féin.

18. Coimédeocha tú * féasta a naráin gan laibhin: seacht lá iósas tú arán gan laibhin, mar do aithin misi dhiot, a naimsir na míosa Abib: Oir is ann sa * mí Abib táinic tú a mach as an Egipt. [* Caib. 23. 15. * Caib. 13. 4.]

19. A nuile ni * osclus an broinn, is liomsa é: agus a nuile primhidil a measc hairnéissi, más damh é na caora (biás fírionn.) [* Caib. 22. 29. Ezech. 44. 30.]

20. Acht céadghin asail fuasgeola tú le huan: agus muna bhfuasgla tú é, ansin brisfe tú a mhuinéul. Fuasgeóla tú céidbhreith do mhac uile: agus ni tiucfa enduine dom láthairsi * folamh. [* Caib. 23. 15.]

21. * Sé lá do dhéana tú obair; acht ansa seachtmhadh lá do dhéna tú comhnuidhe; a naimsir treabhtha, agus ansa bhfóghmhar do dhéna tú suaimhneas. [* Caib. 23. 12. Deut. 5. 12. Lúc. 13. 14.]

22. Agus coimédeocha tú féasta na seachtmhuineadh, na gcéadtoradh foghmhair na cruithneachta, agus féasta an tárrloig a ndeireadh na bliadhna. [* Caib. 23. 16.]

23. * Trí huaire san mbliadhain tiocfaidh do chlann mhac uile, a láthair an tighearna Dia, Dia Israel. [* Caib. 23. 14. 17. Deut. 16. 16.]

24. Oir teilgfe misi na cinidhecha a mach romhad, agus leigfe mé fairsinge cum do tórannadh: ni mó iarrfas enduine do dhúthaigh, an tan rachus tú suas dot thaisbénadh féin a láthair an tighearna do Dhia tri huaire san mbliadhain.

25. * Ni offrálfe tú fuil mo iodhbarta maille re laibhin: ni mó léigfidhear féasta iodhbairtha na cásca chum na maidne. [* Caib. 23. 18.]

26. An céad toradh do chéad toradh thalmhan do bhéura tú go tigh an tighearna do Dhia: ni bhruithfe tú meannán * a mbainne a mhathar. [* Caib. 23. 19. Deut. 14. 21.]

27. Agus a dubhairt an tighearna ré Maóise; sgríobhsa na focailsi: oir is do réir céille na bhfocalsa do rinne misi cunnradh riot féin, agus re hIsrael. [* Deut. 4. 13.]

28. * Agus do bhí sé ann sin a bhfochair an tighearna ceathrachad lá agus ceathrachad oidhche: níor ith sé arán, agus níor ibh sé uisce: agus do sgríobh (an tighearna) ar na cláraibh focal an cunnarta, na deich naitheanta. [* Caib. 24. 18. Deut. 9. 9.]

29. Agus tárla, a nuair táinic Maóise a nuas ó shliabh Sinai, maille ré dá chlár na fiadhnuisi a láimh Maóise,) a nuair táinic sé a nuas on tsliabh nach raibh a fios ag Maóise, gur dhéalruigh croiceann aighthe an feadh do bhí ag comhrádh ris.

30. Agus a nuair do chonnairc Aaron agus clann Israel uile Maóise, féuch, do lonnruigh croicionn aighthe, agus do bhí eagla orra teacht na ghar.

31. Agus do goir Maóisi chuige iad; agus do fill Aaron, agus uachdaráin an choimhthionóil uile chuige: agus do labhair Maóise riú.

32. Agus

* 2Cor.3.13. 32. Agus na dhiaidh sin tangadar clann Israel uile a ngar dó: agus tug sé dóibh aithne fá nuile ni dar labhair an tighearna ris ar sliabh Sinái.
33. Agus do chuir Maoise * folach ar aghaidh, nó gur sguir sé do labhairt riú.
34. Ar a nuair do chuaidh Maoisi a stech as coimhe an tighearna do labhairt ris, do chuir an folach de, nó go ttainic a mach: agus táinic a mach agus do labhair re cloinn Israel, an ni do haithnigheadh de.
35. Agus do choncadar clann Israel aghaidh Mhaoisi, gur dealraidh croiceann aighthe Mhaoise: agus do chuir Maoisi an folach ar a ghaidh a ris nó go ndeachaidh a stech do chaint ris.

## Caib. 35.

Agus do chruinnigh Maoise comchruinniughadh cloinne Israel uile a gcionn a céile, 7 do raidh riú, a siad so na briathra do aithin an tighearna dhibhsi go ndéanadh sibh iad.
* Caib.20.9. Lebhit.23.3. Deut.5.12. Luc.13.14. 2. * Sé lá do déantar obair, as an sseachtmhadh lá biaidh sé na lá saoire agaibh, sábóid shuaimhneasa don tighearna: gioð bé ar bith oibrigheas ann sin, cuirfighear chum bháis é.
3. Ni dearghthaidhe teine ar fedh bhur náitrech aló na sáboide.
4. Agus do labhair Maoise re comchruinniughadh cloinne Israel uile, dá rádh; as é so an ni do aithin an tighearna, ga rádh.
* Caib.25.2. 5. Tógbhaidh eadraibh offráil don tighearna: gioð bé ar bith gá bhfuil * croidhe toileamhuil, tugadh sé leis í, offráil don tighearna; ór agus airgead, agus prás,
6. Agus gorm, 7 purpuir, 7 scárlóid, 7 línédach fínealta 7 fionnadh gabhar.
7. Agus croicne reitheadh daithe dearg, agus croicne broc, agus adhmad Sitim.
8. Agus ola chum an tsolais, agus spíosra chum ola ungtha, agus don tusa deaghbhaluidh.
9. Agus clocha Onix, agus clocha re gcur san epod, 7 ansa nucoplata.
10. Agus tiocfa gach uile duine glicchroidhech eadraibh, agus déanaidh gach cinni dar aithin an tighearna.
* Caib.26.1. 11. * An tabernacul, a lóistin, 7 a folach, a tuighe, agus a barraidhe, a piléir 7 agus a soicéid.
12. An áirc agus a maididhe, maille ris an tsuidhe trócaire, 7 folach a chinn.
13. An bórd, 7 a maididhe agus a soithighe uile, 7 an taran tairbheanta.
14. An coinnleóir mar an ccéadna chum an tsolais, agus a mbeannan ris, agus a lampaidhe maille ris a nola chum an tsolais.
* Caib.30.1. 15. * Agus altoir na tusi, agus a maididhe, agus a nola ungtha, agus an tusa deaghbholaidh, agus brat an doruis ag dul a stech an tabernacuil.
* Caib.27.1. 16. * Altoir na hoffrála loisge maille re na gráta gun a maididibh, 7 a soithighibh uile, an lábéir agus a chos.
17. Bruit na cúirte, a piléir, agus a bun, agus brat doruis na cúirte.
18. Tairngidhe an tabernacuil, agus tairngidhe na cúirte, agus a gcordaidhe.
19. Culadha na seirbhise, do dhéanamh seirbhise ann san (áit) naomhtha, an tédach naomhtha do Aáron an sagart, 7 éadaighe a mac do mhinistralacht a noifig an tsagairt.
20. Agus do imthigheadar comchruinniughadh cloinne Israel uile as lathair Mhaoise.
21. Agus tangadar gach éinduine aca, ar chorraigh a chroidhe suas é, agus gach éinduine do rinne a spiorad aontadhach, agus tugadar leó offráil an tighearna chum oibre tabernacuil an chomhchruinnigh, 7 chum a seirbhise uile, agus chum a éadaighe naomhtha.
22. Agus tangadar ar don fir agus mná, an méid do bhi do chroidhe toileamhuil; agus tugadar bráisléid agus cluasfáinnidhe leó, agus fáinnidhe, agus táibleid, a nuile séud óir, agus gach áon dar offráil, do offráil sé offráil óir don tighearna.

23. Agus

23. Agus gach áon agár fríth gorm, agus purpuir agus scárlóid, agus línéadach fínighthe, agus fionnadh gabhar, agus croicne dearga reithe, agus croicne broc, tugadar leó iad.

24. A nuile duine dar offráil offráil airgid nó práis, tug sé offráil an tighearna leis: agus gach áon ag ar fríth do chránnaibh Sitim chum oibre na seirbhíse, tugadar leó iad.

25. Agus na huile mhná do bhí glic-chroidheacha do shníomhadar le na lámhaibh, agus tugadar leó an ni do shníomhadar ar áon do ghorm, agus do purpuir, agus do scárlóid, agus go línéadach.

26. Agus na huile mhná ar chorruigh a gcroidhe suas iad a ngliocus, do shníomhadar fionnadh gabhar.

27. Agus tugadar na huasaláin clocha Onix leó, agus clocha dá gcur ann sa Nephod, agus ann sa Nuchtach náomhtha.

* Caib. 30. 23. 28. Agus * spíosra agus ola chum an tsoluis, agus chum na hola ungtha, agus chum na túise deaghbholaidh.

29. Tugadar clann Israel offráil toiltheanach leó chum an tighearna: a nuile fear agus bean a ndearna a gcroidhe toiltheanach iad, do thabhairt neithe leó chum gach uile sórt oibre, noch do áithin an tighearna do dhéanamh lé láimh Mhaóise.

30. Agus a dubhairt Maóise re cloinn Israel: féuchaidh do * ghoir an tighearna go hainmnighthe Besaleel mac Uri mic Hur do threibh Iúdah. * Caib. 31. 2.

31. Agus do líon sé do spioraid Dé é, a ngliocus, a ttuigsin, agus a neólus, agus ann a nuile ghné oibre;

32. Agus do chuma oibreacha gcúmdalta, doibriughadh a nór, a nairgead, agus a bprás,

33. Agus a ngearradh cloch dá gcur, agus a snoigheadh adhmaid do dhéanamh gach aon ghné oibre eóluis.

34. Agus do chuir ann a chroidhe go múinfeadh, é féin, agus Aholiab mac Ahisamach do threibh Dan.

35. Do líon sé iad sin do eagna chroidhe doibriughadh a nuile ghné oibre an tsaóir, agus a noibrighe glic, agus an té oibrigheas lé snáthaid a ngorm, agus a bpurpuir, agus a scárlóid agus a líon fínighthe; agus a nfighedóra, noch do ni obair ar bith, agus chumus obair ghlicthuigseach.

## CAIB. 36.

ANn sin do oibrigh Besaleel, Aholiab, agus gach éanduine glic-chroidheach ann ar chuir an tighearna críonnacht, agus tuigse dfagháil eóluis cionnus do oibreochadh gach uile sórt oibre do seirbhís na sanctóra, do réir a nuile ni dar áithin an tighearna.

2. Agus do ghoir Maóise, Besaleel agus Aholiab, agus gach áonduine glic a chroidhe, ar chuir an tighearna eólus iona chroidhe, eadhon gach éanduine ar chorruigh a chroidhe é, do theacht chum na hoibre dá dhéanamh.

3. Agus do ghlacadar ó Mhaóise a nuile offráil noch thugadar clann Israel leó chum oibre seirbhíse na sanctóra do dhéanamh leis sin: 7 tugadar tuilleadh fós offrála dá ttoil gach maidin.

4. Agus tangadar na daóine glioca uile, do oibrigh obair na sanctóra uile, gach aonduine óna obair nóch do ríneadar.

5. Agus do labhradar ré Maóise, ghá rádh, atáid an pobal sa ag tabhairt leó ni is ro mó ná ritightear a leas chum seirbhíse na hoibre do áithin Dia do dhéanamh.

6. Agus tug Maóise áithne, agus tugadar fá dearna fógra ar feadh an champa dá rádh, ná déanadh fear nó bean anois ni is mó dobair ar offráil na sanctóra. Maseadh do toirmiosgadh an pobal ó (ni) do thabhairt leó.

7. Oir budh lór a ttugadar leó do dhéanamh na hoibre uile, agus ni budh mó.

8. * Agus gach éanduine glicchroidheach * Caib. 26. 1. 4.

déch na mérc dar oibrigh obair an ta-
bernacul, do rine sé deich ccurtine
do lion fínegta casta, agus gorm
agus purpuir agus scárloid do cheru-
bimib, dob obair chrodamhuil do rine sé
iad.

9. Budh é fad gach lenchurtin fitche
agus ocht ccubaid, agus do budh é
leithed gach lenchurtin ceithre cubaid:
do badar na curtine uile deinmheid.

10. Agus do choimhcengail sé na
cuig curtine aon dar oile, agus na
churtinigh eile do choimhcengail sé aon
dar oile.

11. Agus do rine lúba do gorm
ar imel aon churtin ón ccumhgus ansa
ccoimhcengal: mar an gcedna do rine
ansa taob amuigh do churtin eile coim-
cengal an dara curtin.

*Caib. 26. 10.

12. * Caogad lúb do rine sé a
neanchurtin, agus caogad lúb do rine
sé a nimiol anchurtin do bhi a ccoimhcen-
gal an dara curtin: do congmhadar
na lúba gach éanchurtin re chéile:

13. Agus do rine caogad tairrge
oir, agus do choimhcengail na curtine
gach aon dar oile leis na tairrgib;
ionus ro biad sé na éantabernac-
ul.

14. Agus do rine curtine brionnad
gabar don loirgin os cion an taber-
nacul: éan curtin deg do rine diob.

15. Do budh é fad lenchurtin di-
ob, triochad cubad, agus ceithre cu-
baid do budh é leithed deanchurtin:
do badar an taonchurtin deg deinmheid.

16. Agus do choimhcenguil cuig cur-
tine leó féin, agus sé curtine leó
féin.

17. Agus do rine caogad lúb ar
a nimeal imuigh don churtin ansa coimhcen-
gal, caogad lúb do rine sé ar imel
an churtin, noch coimhcenglas an dara
curtin.

18. Agus do rine sé caogad tái-
rge do prás do choimhcengal an loirgin
dá chéile, chor go mbia na éanloirgin.

19. Agus do rine folach don loir-
gin do chroicnib reithed daite dearg,
agus folach do chroicnib broc ós a ci-
onn.

20. Agus do rine bórd don ta-
bernacul do chrann Sitim na seasam
suas.

21. Do budh é fad bórd diob
deich ccubaid, agus budh é leithed bórd
éancubad go leith.

22. Do badar dá mointis a neanbó-
rd, ionann fad dá gach aon diob ó chéile:
marso do rine sé uile bórduib an ta-
bernacul.

23. Agus do rine bórd don taber-
nacul: fitche bórd don taóib ó dheas.

24. Agus do rine cethrachad soi-
céad airgid fáoi an bhfitchid bórd, dá
soicéd fáoi éanbórd da dá mointis, 7
dá soicéad fáoi bórd eile da dá moin-
tis.

25. Agus don taob eile don ta-
bernacul, noch atá leith ris an gcoim-
héal tuaidh, do rine sé fitche bórd.

26. Agus a gcethrachad soicéad
airgid: dá soicéad fá lenbórd, agus dá
soicéad fá bórd eile.

27. Agus do taobhuib an taberna-
cul leith siar do rine sé sé bhórd.

28. Agus do rine sé dá bhórd
do coirnélaib an tabernacuil ionna dá
taob.

29. Agus do badar coimhcengailte
sios, agus coimhcengailte dá chéile agá
cenn deanfáine: mar so do rine sé
riu araon ann sa dá coirnél.

30. Agus do badar ocht mbórd, agus
a soicéid sé soicéid deg airgid, dá
soicéad fáoi gach éanbórd.

31. Agus do rine * barruidhe do
chrann Sitim: cuig barra do bórduib
lentaoibe an tabernacuil.

* Caib. 25. 28. & Caib. 30. 5.

32. Agus cuig barra do bórduib
an taoib eile don tabernacul, agus
cuig barra do bórduib an tabernacuil
don táob siar.

33. Agus tug sé ar an mbarra
meadhonach dul triod na bórduib ó cenn go
cenn.

34. Agus do foluigh sé na bórd
le hór, agus do rine sé a bfáinne dóir,
cum a mbeith na náitib do na barruidhib,
agus do foluigh na barruidhe le
hór.

35. Agus do rinne sé folach do ġorm, agus do purpuir, agus do sgárlóid, ⁊ do linéadaċ fíneálta ċasda: maille ré cherubinib do rinne sé é, lé hobair ċeardamhuil.

36. Agus do rinne dóibh ceiṫre piléir do ċrann Sitim, agus do foluiġ sé le hór iad: do ḃádar a ccrúcaiḋe dóir, agus do ṫeilg sé dóiḃ ceiṫre soicéid airgid.

37. Agus do rinne sé brat do dorus an tabernacuil do ġorm, agus do purpuir, agus do sgárlóid, ⁊ do linéadaċ fíneálta ċasda dobair snáiṫide,

38. Agus a ċúig piléir gona ccrúcaiḃ, agus do foluiġ sé a gcaipitíne agus a bfiléid lé hór, acht do bhí a ccúig soicéid do ṗrás.

## CAIB. 37.

* Caib. 25.10

AGus do rinne Basaleel * a háirc do ċrann Sitim: dá ċubad go leiṫ do bhí iona fad, agus cubad go leiṫ iona leiṫead, agus cubad go leiṫ iona háirde.

2. Agus do foluiġ í le hór fíorġlan amuiġ, agus a stiġ, agus do rinne dí coróin óir timċioll fá gcuáirt.

3. Agus do ṫeilg dí ceiṫre fáinne óir, dá ceiṫre coirnéaluiḃ, ġéadhon dá fáinne ar an taoiḃ dí, agus dá fáinne ar an ttaoiḃ eile.

4. Agus do rinne sé maidiḋe do ċrann Sitim, agus do foluiġ sé le hór iad.

5. Agus do ċuir na maidiḋe ann sna fáinniḃ ré taoiḃ na háirce, dioṁċur na háirce.

* Caib. 25.17

6. Agus do rinne an * sgáiṫ tróċaire dór fíorġlan, dá ċubad go leiṫ do bhí iona fad, agus cubad go leiṫ iona leiṫead.

7. Agus do rinne dá cherubin óir ar na mbualad, amach ar éniorad do rinne sé iad, ar dá ċeann an sgáiṫ tróċaire.

8. Aon cherub ar an gcionn don taoiḃ-sa, agus cherub eile ar an gceann don taoiḃ úd: amach as an sgáiṫ tróċaire do rinne sé na cherubinn ar a dá ceann.

9. Agus do leaṫnuiġeadar na cherubiniġ amaċ a sciaṫáin go hárd, agus do folċadar lé na sciaṫánuiḃ ós cionn an sgáiṫ tróċaire, gona naiġṫiḃ gach aon ar a ċéile; leaṫ ris an sgáiṫ tróċaire do ḃádar aiġṫe na cherubiniġ.

10. Agus do rinne sé an bórd do ċrann Sitim; dá ċubad dob é a fad, agus cubad a leiṫead, agus cubad go leiṫ a áirde.

11. Agus do foluiġ sé é lé hór fíorġlan, agus do rinne dó coróin óir timċioll fá gcuáirt.

12. Mar an gcéadna do rinne sé dó imiol do leiṫead baise timċioll fá gcuáirt, agus do rinne coróin óir dá imiol sin timċioll fá gcuáirt.

13. Agus do ṫeilg sé dó ceiṫre fáinne óir, agus do ċuir na fáinniḋe ar na ceiṫre coirnéaluiḃ ann a ċeiṫre cosaiḃh.

14. Thall ar agaiḋ a nimil do ḃádur na fáinniḋe, áiṫe na maidéḋa ċum an bhúird dioṁċur.

15. Agus do rinne sé na maidiḋe do ċrann Sitim, agus do foluiġ sé dór iad dioṁċur an búird.

16. Agus do rinne sé na soiṫiġe do bhí ar an mbórd, * a miasa, a liaċa agus a cupáin, agus a brat ċum a folach, dór fíorġlan. * Caib. 25.29

17. Agus do rinne sé an * coinnleóir dór fíorġlan: dobair buáilte do rinne sé an coinnleóir, a ċos agus a ḃeangáin, a sgálaiḋe agus a ċnaip, agus a bláṫa, do ḃádur don ccéudna. * Caib. 25.31

18. Agus sé beangáin ag dul amaċ as a ṫaoiḃiḃ, trí beangáin don ċoinnleóir ar taoiḃ dhe, agus trí beangáin don ċoinnleóir as an ttaoiḃ eile.

19. Trí sgála ar na ndéanaṁ do réir ċumṫa almóinne a néinbeangán, cnap agus bláṫ; agus trí sgála déanta amail almóinne a mbeangán eile, cnap agus bláṫ; mar sin ar fad amach na sé

ré mbengán ag dul amach as an gcoinnleóir.

20. Agus do bádur ceitre scála ann sa ċoinnleóir déanta amail almóinne, a ċnaip agus a bláṫa.

21. Agus cnap faói dá bengán don ccéadna, agus cnap faói dá bengán don ccéadna, do réir na sé mbengán ag dul amach as.

22. Do bádur a ccnaip agus a mbengáin don ccéadna: do bí sé uile a néan obair buáilte dóir ḟiorġlan.

23. Agus do riñe sé seaċt lampa, agus a smólġlantóire, agus a miása smóil dóir ḟiorġlan.

24. Do ṫallann dóir ḟiorġlan do riñe sé é, agus a ṡoiġtiġe uile.

* Caib. 30. 1. 25. Agus do riñe sé altóir na túise do ċrann Sitim: bá cubad a fad, agus cubad a leiṫead: do bí sí ceaṫairbeannaċ, agus dá ċubad na háirde: do bádar a beanna don ccéadna.

26. Agus do ḟoluiġ sé í le hór fíorġlan, araon a huaċtar, agus a taóib fa gcuáirt agus a beanna: mar an gcéadna do riñe sé di coróin óir timċioll fá gcuáirt.

27. Agus do riñe dá ḟáinne óir di faói na coróin, láim ré na dá coirnéul ar a dá taóib, do beiṫ na náitib ag na maidiḃib lé na hiomċóirt uiġ í.

28. Agus do riñe na maidiḃe do ċrann Sitim, agus do ḟoluiġ sé le hór iad.

* Caib. 30. 35. 29. Agus do riñe a * nola ungṫa agus an túis ġlan do ṡpiósra deaġbolaiḋ do réir oibre an ṗotecairiġ.

# Caib. 38.

* Caib. 27. 1. Agus do riñe sé altóir na nofrálaċ loisge do ċrann Sitim: cúig cubaid a fad, agus cúig cubaid a leiṫead, do bí sí ceaṫairbeannaċ, agus trí cubaid a hairde.

2. Agus do riñe sé a beanna ar a ceiṫre coirnéuluiḃ: do bádar a beanna don ccéadna, agus do ḟoluiġ sé lé práis í.

3. Agus do riñe soiṫiġe na haltóra uile, na potuiġe, agus na sluáiste, agus na bairsiniġ, agus na hadail, agus na hoiġne teineaḋ: a soiṫiġe uile do riñe sé do ṗrás iad.

4. Agus do riñe sé do naltóir gráta práis dobair lín, faói na compás síos go nuige a lár.

5. Agus do ṫeilg ceiṫre ḟáinne do ċeiṫre coirnuiḃ an ġráta ṗráis, dá mbeiṫ na náitib do na maidiḃib.

6. Agus do riñe na maidiḃe do ċrann Sitim, agus do ḟholuiḋ le prás iad.

7. Agus do ċuir sé na maidiḃe ann sna fáinniḃib ar ṫaóbuibh na haltóra dá hiomċar: do riñe sé a naltóir toll lé cláruiḃ:

8. Agus do riñe an lábhéir do ṗrás, agus a ċos do phrás, do sgaṫánuibh na mban noirċeasduis, noch do ċruinnioġaḋ ag dorus ṫabernacuil an ċomċruinniġ.

9. Agus do riñe sé an ċúirt: ar an ttaób ó deas leaṫ ó deas bruit na cúirte do líon ḟinealta ċasda, do ċéd cubhad.

10. Bá fiċċe a bpiléir, agus bá fiċċe a soicéid práis: crúcuiḋe na bpiléur agus a bfiléid dairgead.

11. Agus chum an taóibh thuáigh bruit do chéad cubhad, bá fithche a bpiléir, agus fithche a soicéid phráis, crúcuiḋhe na bpiléur, agus a bfiléid dairgead.

12. Agus chum an taóibh siar, bruit do chaógad cubhad, a bpiléir a deich, agus a soicéid a deiċ; crúcuiḋhe na bpiléur agus a bfiléid dairgead.

13. Agus leiṫead na cúirte don taóbh shoir, leath ṡoir, caógad cubhad.

14. Bruit Ionntaóibe an ġeata bá cúig cubaid déug: a bpiléir a trí, agus a soicéid a trí.

15. Agus don taobh eile do ġeata na cúirte ar an láimse, agus ar an láimh úd do bádar brataidhe cúig cubaid deug: a bpiléir a trí agus a soicéid a trí.

16. Brata na cúirte uile timċioll fa gcuáirt, do budh línéadaiġ casda iad.

17. Agus na soiceid do na piléuraibh do práis: crúcaidhe na bpiléur agus a bfiléid dáirgead; agus folach a gcaipitreach dáirgead, agus piléir na cúirte uile ar na bfilléidibh le hairgead.

18. Agus an cróċadh ċum ġeata na cúirte dobí snáiṫide, do ġorm agus do purpuir agus do sgárlóid, agus do línéadaċ fíneálta casda: agus ba fiċe cubad a fad, agus cúig cubhaid áirde a leiṫne, coimfreagartach do bratuibh na cúirte.

19. Agus ba ceaṫair a bpiléir, agus a soiceid práis a ceaṫair, a ccrúcaidhe dáirgead, agus folaċ a gcaipitreach agus a bfiléid dáirgead.

*Caib. 27. 19. 20. * Ach tairngidhe an tabernacuil uile, agus na cúirte fa gcuáirt do budh práis iad.

21. Is é so suim an tabernacuil, tabernacuil na fiadhnuise, mar do háiremadh é, do réir aiṫne Mhaoise, ċum seirbhíse na Lebiteach le láimh Ithamar mac Aároin an sagart.

22. Agus Besaleel mac Uri mic Hur do ṫreibh Iúdah do rinne a nuile ni do aithin an tighearna do Mhaóise.

23. Agus do bí maille ris Aholiab mac Ahisamach do ṫreibh Dan: grábáluiġ agus oibriġ ealadhanta, agus bróidinéir a ngorm agus a bpurpuir, agus a sgárlóid agus a línéadach fíneálta.

24. An méid óir do caiṫeadh uile leis a nobair, le huile obair na háite naomṫa (eadhon) ór na hofrala, ba fiċe agus naói ttalanna, agus seacht ccéd agus triocad secel do réir shecel na sanctóra.

25. Agus an méid airgid do háiremeadh don ċomċruinniuġadh, céad tallann, míle agus seaċt ccéd agus trí fiċċid, agus cúig secel déug do réir shecel na sanctóra.

26. Beca ar son gach Cinnduine (is é sin) leaṫ secel do réir shecel na sanctóra ar son gach aoinduine da ndeachaidh da áireamh ó fiċċid bliadan daóis, agus ós a ċionn, a sé ccéd míle, agus trí míle agus cúig céud agus caogad fear.

27. Agus don ċéud tallann airgid do teilgeadh soicéid na santora agus soiceid an foluiġ: céad soicéd don ċéud tallann, talann ar son an tsoicéid.

28. Agus don míle seaċt ccéd seaċtmoġad agus a cúig secel, do rinne se crúcaidhe dona piléuraibh, agus do foluiġ a ccaipiṫre, agus do fileíd iad.

29. Agus do bí prás na hofrala na seaċtmoġad tallann agus na dá míle, agus na ceiṫre céud secel.

30. Agus is leis sin do rinneadh soicéid do doruis ṫabernacuil an ċomċruinniġ, agus a naltóir práis, agus an gráta práis dí, agus a huile soiṫeach na haltóra.

31. Agus soicéid na cúirte timċioll fa gcuáirt, agus soicéid ġeata na cúirte, agus tairngidhe an tabernacuil uile, agus tairngidhe na cúirte, uile timċioll fá gcuáirt.

## CAIB. 39.



gus don ġorm agus don purpuir, ⁊ don sgárlóid, do rinneadar éaduiġe seirbhíse, do ḋénamh seirbhíse ann sa náit naomṫa, agus do rinneadar na culaḋa naomṫa do Aároin: mar do aiṫin an tiġearna do Mhaóise. *Caib. 31. 10. & 35. 19.

2. Agus

2. Agus do rinne an Tépod dór, do ġorm, do ṗurpuir agus do sgárlóid, agus do línéadaċ mín ċasta.

3. Agus do ḃuailedar an tór na plátaiḋiḃ tana, agus do ġearradar na ṫéadaiḃh é, dá oibriuġaḋ ann sa ġorm, agus ann sa ṗurpuir, agus ann sa sgárlóid, agus ann sa línéadaċ ḟínelta, maille lé hobair ġlicċeardaiġ.

4. Do rinnedar píosaiḋe ġúalann dó, dha ċoimċeangal dá ċéile: leis an dá imiol do coimċeanglaḋ dá ċéile é.

5. Agus crios ċeardialta a Ephoid do bí air, do bí don ċlona do réir a oibre sin; dór, do ġorm, do ṗurpuir, do sgárlóid agus do línéadaċ ḟínelta ċasta, mar do aiṫin an tiġearna do Mhaóise.

* Caib. 28. 9. 6. * Agus do oibriġedar cloċa Onix ar na gcur a sdiġ a bḟailgiḃ óir, ar na ngrábáil mar ġrábáltar sigṅéid maille ré hanmannaiḃ ċloinne Israel.

7. Agus do ċuir sé ar ġuáillibh an Ephod iad, ar ċor go mbéidís na

* Caib. 28. 12. gcloċaiḃ mar * ċuimne do ċloinn Israel, mar do aiṫin an tiġearna do Mhaóise.

8. Agus do rinne an tusplata dobair ġlic, cosmail ré hobair a Nepoid dór, do ġorm, do ṗurpuir, do sgárlóid, agus do línéadach ḟhinelta ċasda.

9. Do bí sé ceaṫairḃeannach, do rinnedar an tusplata dúbalta, réise do bí na ḟad, agus réise na leiṫeaḋ dúbalta.

10. Agus do ċuiredar ann ceiṫre chúrsa do chlochaiḃh; cúrsa do Shardius, do Thópas, agus do Charbuncail; is é so an ceud ċúrsa.

11. Agus an dara cúrsa, Emeráud, Saphir, agus Diamond.

12. An treas cúrsa, Ligur, Agat, agus Ametist,

13. Agus an ceaṫramaḋ cúrsa, Beril, agus Onix, agus Iaspes: do bádar curṫa a sdiġ a bḟailgiḃ óir iona ndruḃaiḃ.

14. Agus do bhádur na cloċa do réir anmanna ċloinne Israel, a dó dhég do réir a nanmann, amail ġrábáil sigṅéid, gaċ éandaiġe gun a ainm do réir an dá ṫreiḃ déug.

15. Agus do rinnedar ar an usplata, slabraiḋe ann a cheannaiḃ dobair ḟiṫċe dór ḟíorġlan.

16. Agus do rinnedar dá ḟail óir agus dá ḟáinne óir: agus do ċuiredar an dá ḟáinne ar dá ċeann an usplata.

17. Agus do ċuiredar an dá slabrad ḟiṫċe dór ann sa dá ḟáinne ar ċeannaiḃ an usplata.

18. Agus dá ċeann an dá slabhrad ḟiṫċe, do daingniodar ann sa dá ḟail, ⁊ do ċuiredar iad ar ġuáilliḃ a Nepoid roimhe.

19. Agus do rinnedar dá ḟáinne dór, agus do ċuiredar iad ar dhá ċeann an usplata, ar a imeal, noċ do bí ar ṫaoiḃ a Nepoid taoiḃ a sdiġ.

20. Agus do rinnedar dá ḟáinne eile dór, agus do ċuiredar iad ar dá ṫaoiḃ a Nephoid síos leaṫ ris an gceaḋ tosaiġ de, ṫall ar aġaiḋ a ċoimċeangail ós cionn ċreasa ċeardialta a Nepoid.

21. Agus do ċeangladar an tusplata le na ḟáinniḃ, dfáinnighibh a Nepoid, lé lása do ġorm, cor go mbia ós cionn an ċreasa ċeardialta a Nepoid, agus naċ sgaoilti an tusplata ó Nepod; mar do aithin an tighearna do Mhaóise.

22. Agus do rinne sé róba a Nephoid, dobair ḟiṫċe uile do ġorm.

23. Agus do bhí poll a lár an róba, mar poll luiriġhe, maille ré ḟonnsa fá gcuáirt, timċioll an puill go naċ brisdeaḋ sé.

24. Agus do rinnedar ar ċiumhusaiḃ an róba pomgranait do ghorm agus do phurpuir, agus do sgárlóid, agus do línéadaċ ċasta.

25. Agus do rineadar * cluigine dór ḟhíorġhlan, agus do chuireadar * Caib. 28. 33.
na cluigíne idir na pomgranataiḃh, ar chiumhuis an róba timchioll fá gcuáirt idir na pomgranataiḃh.

26. Cluigín agus pomgranat, clu-
gin

gin agus pomgranat, timcioll fá gcuáirt faṫuaime an róba do ḋénam minisdralas ann; mar do aitin an tigearna do Ṁhaóise.

27. Agus do rinneadar cótaidhe do línéadaċ ḟinealta dobair fiġe do Aáron agus dá macaibh.

28. Agus Miter do línéadaċ ḟinealta, agus boinéid maiṫe do línéadaċ ḟinealta, agus * brisdidhe línéaduigh do líon mín ċasda.
* Caib. 28. 42.

29. Agus crios do línéadaċ ċasda, agus do gorm, agus do purpuir, agus do scárlóid, dobair snáiṫide mar do aitin an tigearna do Ṁhaóise.

30. Agus do rinneadar pláta na corónne náomṫa dór glan, agus do scríobadar scríbinn air, mar ġrábháil seiġnéid, * NAOMHTHACHD DON TIGHEARNA.
* Caib. 28. 36.

31. Agus do ċeangladur de sin lása do ġorm, dá cheangal go hárd ar an Miter; mar do aitin an tigearna do Ṁhaóise.

32. Mar so do críoċnuigeaḋ uile obair an tabernacuil, lóistin an ċomhṫionóil: agus do rinneadar clann Israel do réir a nuile ní do aithin an tigearna do Ṁhaóise, is mar sin do rinneadar.

33. Agus tugadar an tabernacuil chum Maóisi, an lóistin, agus gac ní benas ris uile, a ṫáirṫsidhe, a bórd, a barruidhe, a piléir, ⁊ a soicéid,

34. Agus an folaċ do ċroicnib reiṫeaḋ daite dearg, agus an folach do ċroicnib broc, agus cumdaċ an foluig,

35. Airc na fiaḋnuisi agus a maididhe, agus an suidhe trócaire,

36. An bórd agus a uile soithidhe, agus an tarán taisbéanta,

37. An coinleóir fíorglan, go na lampadhuibh, na lampuidhe dá suigiuġaḋ a nórd, agus a uile soiṫiġe sin, agus a nola chum soluis,

38. Agus a naltóir órḋa, agus a nola ungṫa, agus an tuis deaġboluiġ, ⁊ brat do ḋorus an tabernacuil,

39. A naltóir phráis, agus a gráta práis, a maididhe, agus a uile soitiġe, an láṫéir, agus a ċos,

40. Brut na cúirte, a piléir, agus a soicéid, agus brat do ġeata na cúirte, a corduidhe, a tairngidhe, agus uile soitiġe seirbise an tabernacuil, do lóistin an comṫionóil,

41. Éaduiġe na seirbise do ḋénam seirbise ann sa náit náomṫa, agus na culaḋa náomṫa do Aáron an sagart, agus culaḋa a mac do minisdralas a noifig an tsagairt.

42. Do réir a nuile ní do aithin an tigearna do Ṁhaóise, is mar sin do rinneadar clann Israel a nobair uile.

43. Agus do ḟéuc Maóise ar an obair uile, agus féuc do rinneadar í, mar do aithin an tighearna; is mar sin do rinneadar í, agus do beannuigh Maóise iad.

## CAIB. 40.

AGus do labhair an tigearna ré Maóise gá rád;

2. Ar an gcéd lá don céid mí cuirfeas tú suas tabearnacuil lóistin an comchruinnigh.

3. Agus cuirfe tú ann sin a steach airc na fiaḋnuisi, agus foileocha tú a Náirc leis an gcumdaċ.

4. * Agus do béura tú a steaċ an bórd, ⁊ suiḋeocha tú a nórduġaḋ na neiṫe atá ré suiḋiuġaḋ a nórd air: agus do béura tú an coinleóir a steaċ, agus lassa tú a lampuidhe.
* Caib. 26. 35.

5. Agus suiḋeocha tú a naltóir óir ċum na tuise, ar coinne Airce na fiaḋnuise, agus cuirfe tú brat an doruis leis an tabernacuil.

6. Agus suiḋeocha tú altóir na hofrála loiscthe ar coinne dhoruis thabernacuil loistin an chomhchruinnigh.

7. Agus

7. Agus suideocha tú an labéir idir
lóistin an ċoimċionóil, agus an al-
tóir, agus cuirfe tú uisce ann.
8. Agus cuirfidh tú suas an ċúirt
timċioll fa gcuairt, agus crochfa tú
suas na brat ag geata na cúir-
te.
9. Agus glacfa tú an ola ungṫa,
agus ungfa tú an tabernacul, agus
a bfuil aistiġ ann, agus naomṫa tú é,
agus a soiṫiġe uile, agus biaiḋ sé
naomṫa.
10. Agus ungfa tú altóir na hof-
rála loisgṫe, agus a soiṫiġe uile, a-
gus naomṫa tú a naltóir, agus biaiḋ
na haltóir ro naomṫa.
11. Agus ungfa tú an lábéir agus
a ċos, agus naomṫocha tú é.
12. Agus do béra tú Aáron agus a
ṁic go dorus ṫabernacuil an ċoimċion-
óil, agus nigfe tú iad le huisce.
13. Agus cuirfe tú ar Aáron na
héidiġe naomṫa, agus ungfa tú é
agus naomṫocha tú é, ċor go minios-
trálfuidh sé ḋamhsa a noifig an
tsagairt.
14. Agus do bérá tú a ṁic ċugad,
agus éideocha tú iad le cótuiḋh-
ibh.
15: Agus ungfa tú iad, mar do
ung tú a naṫair, ċor go bfédfaid mi-
niostralacho do ḋénam ḋamhsa a noifig
an tsagartóir biaiḋ a nungaḋ go deimin
na sagartacho síorruiḋe, ar feaḋ a
ngenelaċ.
16. Is mursó do riñe Maóise: do
26.3 réir an uile ni do aiṫin an tiġerna ḋhe
is mar sin do riñe sé.
17. Agus tárla añsa céd mí don
dara bliadhain, ar an gcéd ló don
* Vibhr. 7. 1. ṁí, gur tógbhadh suas an * taber-
nacuil.
18. Agus do ṫóg Maóise an
tabernacul suas, agus do ḋaingniḋ
a soiceid, agus do ċuir suas a ḃuird,
agus do ċuir a barruiḋe a steaċ agus
do ṫog suas a piléir.
19 Agus do leṫnuiġ amaċ an
lóisti nós cioñ an tabernacuil, agus
do ċuir folaċ an lóistin timċioll
air, mar do aithin an tiġerna do
Mhaóise.
20. Agus do ġlac sé agus do
ċuir an fiaḋnuise añ san áirc, agus
do sdoiġ na maidiḋe ar an áirc,
agus do ċuir an suiḋe trócaire suas ar
an áirc.
21. Agus tug sé an áirc ċum an
tabernacuil agus do ċuir suas * cum- * Caib. 35. 12.
daċ an folaiġ, agus do folaiġ áirc
na fiaḋnuisi, mar do aiṫin an tiġerna
do Mhaóise.
22. Agus do ċuir sé an bórd a lóis-
tin an ċoimċionóil, ar taoib an ta-
bernacuil, leṫ ṫuaiġ taob amuiġ don
ċumdaċ.
23. Agus do ċuir sé an tarán a
nordugaḋ air a bfiaḋnuise an tiġer-
na, mar do aiṫin an tiġerna do Mha-
óise.
24. Agus do ċuir sé an coiñleóir
a lóistin an ċoimċionóil ṫall as
coiñe an ḃuird ar ṫaob an tabernacuil
leṫ ṫes.
25. Agus do las na lampuiḋe a
bfiaḋnuise an tiġerna, mar do aiṫin an
tiġerna do Mhaóise.
26. Agus do ċuir sé an altóir
órḋa a lóistin an ċoimċionóil a bfiaḋ-
nuise an ċumduiġ.
27. Agus do loisc sé tuis ḋeġ-
boluiġ uirre, mar do aiṫin an tiġerna
do Mhaóise.
28. Agus do ċuir sé suas an brat
ag dorus an tabernacuil.
39. Agus do ċuir altóir na hof-
rála loisgṫe ag dorus ṫabernacuil
lóistin an ċoimċionóil, agus do of-
ráil sé uirre, offráil loisgṫe agus of-
fráil bíḋ ; *mar do aiṫin an tiġerna do
Mhaóise. * Caib. 30. 9.
30. Agus do ċuir an lábéir idir
lóistin an chomhċionóigh, agus
a naltóir, agus do ċuir uisce añ ċum
ioñlaiḋ.
31. Agus Maóise, Aáron, agus
a ṁic do niġedar a láma agus a ccosa
aige.
32. A nuair do ṫéigdís go lóistin
an ċoimċionóil, agus a nuair tigdís
a bfogus

a ḃfogus do naltóir, do ionnlaidis;
mar do aithin an tiġearna do Mhaóisi.
33. Agus do thóg sé súas an
ċúirt timċioll fá gcuáirt an taber-
nacuil, agus na haltóra, agus do
ċuir súas brat ġeata na cúirte: mar
sin do ċrioċnuiġ Maóise a nobair.
* Uibhr. 9. 15. 1 Rígh. 8. 10. 34. Annsin do ḟoluiġ néull lóistin
an choimċruinnigh, agus do lion glóir
an tiġearna an tabernacuil.
35. Agus nior bféidir do Mhaóise
dul a steaċ a lóistin an choimċruinnigh,
do ċionn gur ċomnuiġ an néull air, agus
gur lion glóir an tiġearna an taber-
nacuil.
36. Agus a nuáir rugaḋ an néull
súas ó mhullaċ an tabernacuil, do
ċuáiḋ clann Israel ar a naġaiḋ ann a
nuile ṫurusaib.
37. Acht muna mbéurṫaoi an néull
súas, ni aistreoċaidis go nuige an lá
iona mbéurṫaoi súas é.
38. Oir do bi néull an tiġearna ar
an tabernacuil ann sa ló, agus do bi
teine air sa noiḋċe, a raḋarc thighe
Israel uile, ar feaḋ a naistir uile.

# AN TREAS LEABHAR DO MHAOISE, DA NGOIRTHEAR LEBHITICUS.

## CAIB. I.

AGus do ġoir an tiġearna ar Mhaóise, agus do labair ris as tabernacuil an ċoimċruinniġṫe, gá rád.

2. Labair ré cloinn Israel agus abair riú, ma beir ēnduine agaibh offráil chum an tighearna, do beirṫí bur nofráil do nainmhíḋ, ēdon don airniġe agus don treud.

*Exod.29.10. 3. * Má bíonn offráil nó íoḋbuirt loisgṫe don airniġe, offráladh firionnaċ gan ċáiṫe: offráladh sé é da toil ċontaġaiḋ féin, ag dorus ṫabernacuil an ċoimċruinniġṫe a bfiaḋnuise an tiġearna.

4. Agus cuirfiḋ sé a lámh ar ċionn na hoffrála loisgṫe, agus géubṫar ar a son í do ḋénamh síoḋa ar a son.

5. Agus muirfiḋ sé an bulóg a bhfiaḋnuise an tighearna, agus béaruid na sagairt, clann Aáron, a nfuil (leó) agus croiṫfid a nfuil timċioll fá gcuáirt ar a naltóir, noċ atá láimh ré dorus ṫabernacuil an ċomhċruinniġthe.

6. Agus muirfiḋ sé a nofráil loisgṫe, agus gearrfa na píosuiġib é.

7. Agus cuirfid mic Aáron an sagart, teine ar a naltóir, agus leagfuid an connaḋ a nórd ar an teinid.

8. Agus leagfuid na sagairt, mic Aáron, na codċa, an ceann agus an ġeir a nórd ar an gcunnaḋ bias ansa teinid, noċ bias air a naltóir.

9. Aċ na hinniġe agus na cosa nigfiḋ sé a nuisce iad, agus loisgfiḋ an sagart an tiomlán ar a naltóir, do beiṫ na íoḋbuirt loisgṫe, offráil ar na ḋénamh lé teinid, do bolaḋ cumra don tiġearna.

10. Agus más do na tréaduiḃ bias a íoḋbuirt, do na cáoruiḃ nó do na gabhruiḃ, mar offráil loisgṫe, do bhéara leis é na firionnaċ gan toibéim.

11. Agus muirfiḋ sé é ar ṫaoibh na haltóra leṫ tuaiġ a bfiaḋnuise an tiġearna, agus na sagairt clann Aáron croiṫfid an fuil timċioll fá gcuáirt ar a naltóir.

12. Agus gearrfa sé na píosuiġib é, go na ceann agus a ġeir, agus leagfuid an sagart a nordugaḋ iad ar an gconnaḋ bias ar an tteinid atá ar a naltóir.

13. Aċ nigfiḋ sé na hinniġe agus na cosa a nuisce, agus do béara an sagart leis (sin) uile, agus loisgfiḋ sé ar a naltóir é: is offráil loisgṫe é, offráil déanta lé teinid, do boladh cumra don tiġearna.

14. Agus ma bíonn a íoḋhbuirt loisgṫe ar son a offrála don tiġearna déanuib, ansin do béura sé a offráil do ḟlránuib nó do ċolumuib óga.

15. Agus do béura an sagart é ċum na haltóra, agus fáisgfiḋ a ċeann de, agus loisgfiḋ ar a naltóir é, agus faisgfiḋer a fuil amaċ le taoḃ na haltóra.

16. Agus tairngeonguiḋ a ġaile as, guna ċletib, agus teilgfiḋ ré taoḃ na haltóra é, ar an gcuid soir, ag áit na luaṫa.

17. Agus scoiltfiḋ sé é go na sciaṫánuib, aċ ni roinnfiḋ ó ċéile é: agus loisgfiḋ an sagart ar a naltóir é, ar an cconnadh atá ar an

teinidh: is offráil loisgthe é, offráil dhéanta le teinidh, do bholadh cumhra don tighearna.

## Caib. 2.

Agus a nuair offráluis duine ech offráil bídh don tighearna, biodh a iodhbhairt do phlúr mhín, agus dóirtfidh ola uirre, agus cuirfidh túis uirre sin.

2. Agus do bhéara sé go macaibh Aáron é, i. na sagairt, agus toigeobhaidh as sin lán a dhoirn dá phlúr, agus dá ola, maille le a thúis uile; ⁊ loisgfidh an sagart a chuimhne sin ar an altóir, (do bheith) na offráil dhéanta le teinidh, do bholadh maith don tighearna.

*Ecclus. 7. 31. 3. * Agus fuighioll na hoffrála bídh bud le hAáron agus le na macaibh é: is ní ronáomhtha dofferálaibh an tighearna dhéanta le teinidh é.

4. Agus má beir tú les offráil diodhbhairt bí ar na bácáil a mbácús bud cáca gan laibhin do phlúr mhín é, ar na chumasc le hola, nó ablann a gan a laibhin ar na nungadh lé hola.

5. Agus ma bionn hoffráil na hoffráil bídh bruithe a noigheann, bia do phlúr mhín gan laibhin cumasgthe le hola.

6. Roinnfidh tú na cododhaibh é, agus dóirtfe tú ola uirre, is offráil bídh é.

7. Agus má bionn hiodhbhairt na hoffráil bídh annsan oigheann frialta, do dhéantar í do phlúr mhín le hola.

8. Agus do beára tú an iodhbhairt bídh do dhéantar do na neithibhsi chum an tighearna, agus a nuair taisbéantar don tsagart é, do bheura chum na haltóra é.

*Fearsa 2. 9. Agus toigeobhaidh an sagart as a offráil bídh * cuimhne uirre, agus
*Exod. 29. 18. loiscfidh sé ar an altór é: (is) * offráil sin dhéanta lé teinidh do bholadh maith don tighearna.

10. Agus an ní fhuighfidhear don offráil bídh bud le hAáron agus le na chloinn é: is ní ro naomhtha é, dofferálaibh an tighearna dhéanta lé teinidh.

11. Aon offráil bídh, noch do bheurthaoi chum an tighearna, ní dhéantar le laibhin: oir ní loiscfidhe laibhin ar bith nó mil a nénoffráil don tighearna, dhéanta lé teinidh.

12. Ar son offrála na gcéadtortha, offráilfidhe don tighearna iad, achd ní loisgfighear ar an altóir iad mar boladh cumhra.

13. Agus a nuile offráil bhídh *Marc. 9. 49.
*leisgeocha tú lé salann: ní mó fhuileongas tú salann cunartha do Dhé beith desbhaidh ar hoffráil bídh: offrálfa tú salann lé do uile iodhbhairt.

14. Agus má offrálann tú offráil bídh do na céadtorthaibh don tighearna, offráilfe tú mar offráil bídh dod chéadtorthaibh, do dheursaibh glasa arbha ar na ttiormugadh leis an tteinidh, arbhar buailte as dheursaibh iomlána.

15. Agus cuirfe tú ola uirre, agus leggfa tú túis uirre: is offráil bídh é.

16. Agus loiscfidh an sagart a chuimhne sin, cuid da gráin buailte, agus cuid dá ola, gun a thúis uile; is offráil dhéanta lé teinidh é don tighearna.

## Caib. 3.

Agus má bionn a offráil na iodhbhairt síothchána, mas don aireighe offrálas sé, má bionn firionn nó baineann, offrálfaidh sé é gan toibhéim a lathair an tighearna.

2. Agus leggfa sé a lámh ar cionn a offrála, agus marbhfidh sé é, ag dorus tabernacuil an choimhthionóil, agus

agus croithfid mic Aaron, na sagairt an fhuil ar an altóir timchioll fa gcuáirt.

3. Agus offrálfaidh sé iodbhairt na hoffrála síodha; offráil déanta le teinidh don tighearna, * an ghéir folchas na hinnighe, agus a nuile méthas bhias ar an mionach; * Exod.29.22

4. Agus an dá dhubhán, agus an ghéir bhios orra noch bhios láimh ris na hárannaibh, agus an scairt ós cionn na nae; maille ris na dubhánnaibh béarfaidh sé sin leis as.

5. Agus loiscfid clann Aaron é ar an altóir, ar an iodbhairt loiscte noch bhios ar an gconnadh bhios ar an tteinidh: offráil déanta le teinidh do boladh chumhra don tighearna.

6. Agus má bhionn a offráil ar son iodbhairte offrála síothchána don tighearna, don tréud, firionn nó bainionn; offrálfaidh sé é, gan cháidhe,

7. Má offrálann sé uan ar son a offrála, ann sin offrálaidh é a láthair an tighearna.

8. Agus leagfa a lámh ar chionn a offrála, agus marbhfaidh é as coinne an Tabernacuil an chomhchruinnighthe, agus croithfidh clann Aaron a fhuil timchioll fá gcuairt ar an altóir.

9. Agus offrálfaidh sé do iodbhairt na hoffrála síodha, offráil déanta le teinidh don tighearna; a ghéir, agus a iorball uile, béarfaidh sé sin amach láimh ris an ccnáimh droma: agus an ghéir folchus na hionathar, agus an uile méthus bhios ar na hinnighibh.

10. Agus an dá dhubhán, agus an ghéir bhios orra, noch bhios láimh ris na hárannaibh, agus an scairt ós cionn na nae, maille ris na dubhánnaibh béarfaidh sé sin amach as;

11. Agus loiscfidh an sagart ar an altóir é: (sé sin) biadh na hoffrála déanta le teinidh don tighearna.

12. Agus má bhionn a offráil na ghabhar, ann sin offrálfaidh sé é a bhfiadhnuise an tighearna.

13. Agus leagfa a lámh ar a chionn, agus marbhfaidh sé é, as coinne dhoruis thabernacuil an chomhchruinnighthe, agus croithfid mic Aaron a fhuil ar an altóir timchioll fa gcuáirt:

14. Agus offrálfaidh sé a offráil de sin, offráil déanta le teinidh don tighearna; an ghéir folchas na hinnighe, agus a nuile méthus bhios ar an ionathar.

15. Agus an dá dhubhán, agus an ghéir bhios orra noch bhios láimh ris na hárannaibh, agus an scairt bhios ós cionn na nae, maille ris na dubhánnaibh, béarfa sé sin amach as.

16. Agus loiscfidh an sagart iad ar an altóir; (sé sin) biadh na hoffrála déanta le teinidh mar boladh cumhra; a nuile méthus is * leis an tighearna é, (biaidh sé) na reacht síorruidhe da bhur ngeinealachaibh ar feadh bhur náitreabh, nach ithfidh sibh méthus nó * fuil. * Caib.7.25. * Gein. 9.4. Caib. 7.26. 17.14.

## CAIB. 4.

Agus do labhair an tighearna re Maoise da rádh.

2. Labhair re cloinn Israel ga rádh; má pheacuigheann anum tré aineolas a naghaidh aitheanta an tighearna, (a ttaobh nitheadh nár chóir do dhéanamh) agus go ndéana sé ní a naghaidh aitheanta díobh.

3. Má pheacuighionn an sagart atá ungtha do réir peacaidh an phobail, ann sin tugadh sé ar son an pheacaidh do pheacuigh sé, bulóg óg gan toibhéim chum an tighearna mar offráil peacaidh.

4. Agus do bhéara sé an bulóg chum doruis thabernacuil an chomhchruinnighthe a láthair an tighearna, agus leagfa a lámh ós cionn na bulóige, agus marbhfaidh sé an bulóg a bhfiadhnuise an tighearna.

5. Agus glacfa an sagart bias ungtha cuid dfuil na bulóige, agus do bhéara leis go tabernacul an chomchruinnighthe í.

6. Agus tumeobhuidh an sagart a mhéur ánnsa bhfuil, agus croithfidh (cuid) do nfuil seacht nuaire as coinne an tighearna, as coinne brat na sanctóra.

7. Agus cuirfidh an sagart cuid do nfuil ar bheannaibh altóra na tuise deaghbholaidh a latháir an tighearna, noch atá a ttabernacul an chomchruinnighthe, agus dóirtfidh sé * fuil na bulóige uile ag bonn altóra na hoffrála loisgthe, noch atá ag dorus tabernacuil an chomchruinnighthe.

* Caib. 5. 9.

8. Agus bearfa sé de a uile gheir na bulóige, mar offráil pheacaidh; an gheir fholchus an tionathar agus a nuile inthus bias ar an ionathar.

9. Agus an dá dubhán, agus an gheir bhios orra, noch bhios láimh ris na leasraibh, agus an sgairt ós cionn na nae, maille ris na dubhánaibh, béuruidh sé sin leis.

10. Mar rugadh as buloig iodhbartha na siothchána, agus loisgfidh an sagart iad ar altóir na hoffrála loisgthe,

11. * Agus croiceann na bulóige agus a nuile feoil, maille ré na cionn, agus le na cosaibh, agus le na innenach, agus le na hailleach,

* Exod. 29. 14. Uibhr. 19. 5.

12. Eadhon an bulóg uile béaraidh leis amach taobh amach don champa go hionad ghlan mar a ndóirtear an luaith amach, is ann * loisgfighear é, le teine.

* Eabhr. 13. 11.

13. Agus má pheacaigheann uile chomchruinniughadh Israel tré ainbhfios, agus an ni do bheith fá * cheilt a sulibh an oireachtuis, agus go ndearntar ní éigin a naghaidh aitheanta an tighearna, a ttaobh neitheadh nár chóir do dhénamh, agus go bhfuilid ciontach:

* Caib. 5. 2, 3, 4.

14. A nuáir bhias fios an pheacaidh do pheacuigheadar na aghaidh, ann sin offrálfaid an comhchruinniughadh bulóg óg ar son an pheacaidh, agus do bhéura é as coinne thabernacuil an chomhchruinnighthe.

15. Agus leagfuid sinsir an chomhchruinnighthe a láma ar chionn na bulóighe as coinne an tighearna, agus marbhfaidhear an bulóg as coinne an tighearna.

16. Agus an sagart bias ungtha, do bhéara cuid dfuil na bulóige go tabernacul an chomchruinnighthe.

17. Agus tumeobhuidh an sagart a mhéur a gcuid dfuil na bulóige, agus croithfidh sé seacht nuáire í, as coinne an tighearna, as coinne an bhruit.

18. Agus cuirfidh sé cuid do nfuil ar bheannaibh na haltóra noch atá as coinne an tighearna, atá a ttabernacul an chomhchruinnighthe, agus dóirtfidh amach a nfuil uile ag bonn altóra na hoffrála loisgthe, noch atá ag dorus tabernacuil an chomchruinnighthe.

19. Agus bainfidh sé a gheir uile as, agus loisgfidh ar a naltóir é.

20. Agus do dhéna sé ris an mbulóig mar do rinne ré bulóig ar son na hoffrála peacaidh, mar sin do dhéna sé ria so; agus do dhéna an sagart síoth ar a son, agus maithfighear dóibh é.

21. Agus béaruidh sé an bhulóg leis taobh amach don champa agus loisgfidh í, mar do loisg an cheadbhulóg; is offráil pheacaidh í ar son an chomchruinnighthe.

22. A nuáir pheacaigheas uachtarán, agus go ndearna sinní a naghaidh éinaithne an tighearna a Dhia, a ttaobh neitheadh nár chóir a dhénamh, agus go mbia ciontach;

23. Nó ma thig a neólus an peacadh ionar pheacaidh sé; ánnsin do bhéara sé offráil leis, meannán do na gabhraibh fíoranach gan cháidhe.

24. Agus leagfa a lámh ar chionn an ghabhair agus marbhfaidh é ionsa náit a marbhthar a noffráil loisgthe as coinne an tighearna: is offráil pheacaidh í.

25. Agus

25. Agus glacfuidh an sagart d'fuil na hoffrála peacaidh lé na méur, agus cuirfe sé i ar beannuibh altóra na hoffrála loiscte, agus dóirtfidh amach a bfuil ag bonn altóra na hoffrála loiscte.

26. Agus loiscfidh sé a mheathrus uile ar a naltóir amhuil meathrus iodbarta na hoffrála síothcána, agus do dhéna an sagart síoth ar a son a ttaoibh a pheacaidh, agus maithfighear dó é.

27. Agus má pheacuighenn anum do pobul na tíre tré aimbfios ar ndénamh neithe a naghaidh aithne an tighearna, a ttaoibh neitheadh nár chóir a dhénamh, agus go mbia ciontach.

28. Nó má bhíonn fios an pheacaidh ionar pheacaigh sé aige, annsin do bhéura offráil leis, meannán do na gabhruibh baineanna gan toibéim ar son an pheacaidh do pheacaigh sé.

29. Agus leagfaidh a lámh ar cheann na hoffrála peacaidh a náit na hoffrála loiscte.

30. Agus glacfuidh an sagart cuid do nfuil le na méur, agus cuirfidh ar bheannuibh altóra na hoffrála loiscte í, agus dóirtfidh amach a bfuil uile ag bonn na haltóra.

*Caib. 3. 14.
31. Agus *bainfidh sé amach an meathrus uile, amhuil mar bhentar amach meathrus ó na hoffrála síodha, agus loiscfidh an sagart ar a naltóir é, mar
*Exod. 29. 18.
boladh* cumhra don tighearna, agus do dhéna an sagart síoth ar a son, agus maithfighear dó é.

32. Agus má bheir uan leis mar offráil peacaidh, do bheura sé leis uan baineann gan toibéim.

33. Agus leagfaidh sé a lámh ar cheann na hoffrála peacaidh, agus marbhfaidh sé mar offráil peacaidh é, annsa náit a marbhthar a noffráil loiscte.

34. Agus glacfuidh an sagart d'fuil na hoffrála peacaidh lé na méur, agus cuirfidh ar beannuibh altóra na hoffrála loiscte í, agus dóirtfidh amach a fuil uile ag bonn na haltóra.

35. Agus bainfidh sé amach a meathrus uile, mar bhentar meathrus a nuain amach ó iodbairt na hoffrála síodha, agus loiscfidh an sagart ar a naltóir iad, do réir na nofrálach do níthear lé teinidh don tighearna, agus do dhéna an sagart cádhachas ar son an pheacaidh do rinne, agus maithfighear dó é.

---

## Caib. 5.

Agus má pheacuighenn anum, agus go néistfe guth mionna, agus go mbia na fiadhnuisi, an bhfacaidh nó nár fionn sé an ní, muna foillsighe sé é, annsin iomchóruidh a choir.

2. Nó má bhenann anum ré hénni salach, mas conablach fiadhaigh neamhghlan, nó conablach ainmhidhe neamhghloin, nó conablach neitheadh neamhghlan snáigeas: má ceiltear leis é, biaidh sé neamhghlan agus ciontach mar an gcéadna.

3. Nó má bhenann sé le salchar duine, gidh bé ar bith neamhghloine lé saileachthar duine, agus go gceilfidh é, agus a nuáir bias a fios aige, annsin biaidh sé ciontach.

4. Nó má bheir anum mionna gan ráth, ré na bhéul go ndéna sé olc, nó go ndéna maith, gidh bé ar bith é fuaigeorus duine le mionnuibh, agus nach raibh a fios aige, agus go gceilfidh é a nuáir bhias a fios aige, annsin biaidh sé ciontach a ní éigin diobso.

5. Agus is amhluidh bias a nuáir bias sé ciontach a néinni dhiobh so, go naideomhuidh sé go bfuil sé ciontach annsa ní sin.

6. Agus do bhéura sé offráil choire chum an tighearna ar son an pheacaidh do rinne sé, baineannach ón tréud, .i. uan nó meannán ó na gabhruibh, mar offráil peacaidh, agus do dhéana an sagart síth ar a son a ttaobh an pheacaidh.

7. Agus

7. Agus muna ttí dhe uan do thabhairt leis: ansin do bheura sé dhá cholum turtuire leis ar son an pheacaidh do rinne sé, nó dhá cholum óga chum an tighearna: ceann mar offráil pheacaidh, agus an dara [héun] mar offráil loiscthe.

8. Agus do bheura chum an tsagairt iad, noch offráilfeas sin bias ar son na hoffrála peacaidh an céaduair, agus * fáiscfidh a cheann dhá bhrághaid, acht ni roinnfeidh ó chéile é.

* Caib. 1. 15.

9. Agus dóirtfidh dfuil na hoffrála pheacaidh ar thaobh na haltóra, agus fáiscfighear an chuid eile don fhuil amach ag bonn na haltóra: is offráil pheacaidh sin.

10. Agus offráilfidh an dara (héun) mar offráil loiscthe do réir an ghnáthuighthe, agus do dhéna an sagart síothcháin ar a son, ar son an pheacaidh do rinne sé, agus maithfighear dhó é.

11. Acht muna ttí dhe dhá éun turtuire nó dhá cholum óga do thabhairt leis, ansin do bheura an té do pheacaidh leis ar son a offrála an deachmhadh cuid do Ephah do phlúr mhín mar offráil pheacaidh: ni chuirfidh ola air, ni mó chuirfeas sé túis air: óir is offráil pheacaidh í.

10. Ansin do bheura sé chum an tsagairt é, agus glacfaidh an sagart lán a dhuirn * de, eadhon na cuimhne sin, agus loiscfidh ar a naltóir é do * réir na noffrálach do nithear le teinidh don tighearna: is offráil peacaidh sin.

* Caib. 2. 2.
* Caib. 4. 35.

13. Agus do dhéna an sagart síothcháin dhó ar son a pheacaidh do rinne a ncionn dhíobhso, agus maithfighear dhó é, agus biaidh an fuigheall ag an tsagart mar offráil bhídh.

14. Agus do labhair an tighearna ré Maóise dhá rádh.

15. Má ní anum coir, agus go bpeacóchaidh sé tré aineolas a neithibh naomhtha an tighearna, ansin do bheura sé chum an tighearna ar son a shásuighthe, reithe gan cháidhe as na tréudaibh réir do mheassa lé secelaibh airgid do réir secel na sanctóra mar offráil sásuighthe.

16. Agus do dhéna sé leasughadh ansa dochar do rinne ansa ni naomhtha, agus cuirfidh an cuigeadh cuid na cionn, agus do bheura don tsagart é, agus do dhéna an sagart síothcháin dhó, le reithe na hoffrála sásuighthe, agus maithfighear dhó é.

17. Agus má pheacuighionn * anum, agus go ndéna éinni do na neithibhsi do toirmiosgadh rinne do dhéanamh lé haitheantaibh an tighearna; mara tá nach raibh a fhios aige, tháir sin atá ciontach, agus iomchóraidh sé a choir.

* Caib. 4. 2.

18. Agus do bheura sé reithe gan cháidhe as a thréud réir do mheassa mar offráil shásuighthe don tsagart, agus do dhéna an sagart sith dhó ar son a aineolais iona ndearna sé seachrán, agus nach raibh a fhios aige, agus maithfighear dhó é.

19. Is offráil shásuighthe é: do chiontuigh sé go deimhin a naghaidh an tighearna.

## CAIB. 6.

Agus do labhair an tighearna ré Maóise dha rádh.

2. Má pheacuigheann anum, agus go ndéna sárughadh a naghaidh an tighearna, agus go ndéna bréag ré na chomharsain an san ni tugadh dhó a ttaisgidh, nó a gcumann, nó rugadh uadh ar éigin, nó do mheall sé a chomharsa;

3. Nó go bhfuair sé an ni do chuaidh a mugha, agus go ndéarna bréag dhá thaobh, agus a mhionna do thabhairt * a néitheach; a néinni dhiobh so do ni duine iona bpeacuighionn sé:

* Vibhr. 5. 6.

4. An

4. An sin budh amhla biás, do ċionn gur pheacuidh sé agus go bfuil ciontaċ, go naiseógtha sé an ni rug ar éigin leis, nó an ni fuair sé go celgaċ, nó an ni tugadh dhó a ttaisgidh, nó an ni do chuáidh a muga noch fuair sé,

5. Nó a nuile ni timċioll a ttug a dhroċmhionna: * aiseógaidh sé go hiomlán iona phrinnsipail agus cuirfidh an cuigeadh cuid do bárr na ċionn, agus do bheura don ti dár cóir é a ló offrála ar son a ċionta. (* Caib. 5.16.)

6. Agus do bheura a offráil sárruigthe ċum an tighearna, reiṫe gan ċáidhe as a * thréud, réir do mheasa, mar offráil shárruigthe don tsagart. (* Caib. 5.15.)

7. Agus do dhéana an sagart sith a lathair an tighearna (dhó) agus maithfighear dhó ar son líneiṫe dá ndearna sé, ag sáruġadh ann.

8. Agus do labhair an tighearna re Maóise ga rádh.

9. Aitin do Aáron agus dá macaibh, dá rádh, is é so dligheadh na hoffrála loiscthe: (is offráil loiscthe í, ar son a loiscthe ar a naltóir ar feadh na hoidhċe go maidin, agus biaidh teine na haltóra ag loscadh innte.)

10. Agus cuirfidh an sagart a ċulaidh lín uime, agus cuirfidh a brisde lín fá na feóil, agus tóigeobhaidh súas an luáiṫ do loisc an teine maille ris a nofráil loiscthe ar a naltóir, agus cuirfighear láimh ris a naltóir iad.

11. Agus cuirfidh a éadaċ dhe, agus cuirfidh éadaċ eile uime, agus iomċóraidh amaċ an luáiṫ trés a muich don ċampa go hionadh glan.

12. Agus biaidh an teine ar a naltóir ag loscadh innte, ni múċfuighear í, agus loiscfidh an sagart connadh uirre gaċ aon maidin, agus leagfa a nofráil loiscthe a nórdh uirre, agus loiscfidh uirre meathras na nofrálaċ síoṫċána.

13. Biaidh an teine ar lasadh coiḋċe ar a naltóir; ni cuirfighear amach go bráṫ í.

14. * Agus a sé so dligheadh na hoffrála bidh: offráilfidh mic Aáron í a lathair an tighearna, as coinne na haltóra. (* Caib. 2.1. Uibhr. 15.4.)

15. Agus glacfaidh lán a dhuirn do plúr na hoffrála bidh, agus dá hola agus an tuis uile biás ar a nofráil bidh, agus loiscfidh ar a naltóir mar boladh cumhra (eadhon) na * cuimhne sin don tighearna. (* Caib. 2.9.)

16. Agus iosfaidh Aáron agus a mic an fuigheall: le harán gan laibhin iostar é, annsa náit naomhṫa a gcúirt ṫabernacuil an choimhthionoil iosaidh siad é.

17. Ni bruithfighear maille re laibhin é, ṫug mé dhóibhsion é ar son a gcoda do moffrálaibh déanta le teinidh: atá sé ro naomhṫa mar tá a nofráil pheacaidh, agus a nofráil shárruigthe.

18. A bfuil dfirionnċaibh a measc ċloinne Aáron iosaidh de: biaidh na reacht go bráṫ ionbhur ngeinealċaibh a ttaobh offrálaċ an tighearna do nitear le teinidh, * gaċ aon dá mbeanfa riú biáidh naomhṫa. (* Exod. 29. 37.)

19. Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh.

20. Is í so offráil Aáron agus a mac, noċ offrálfaid siad don tighearna annsa ló a nungfighear é, an deachmadh cuid do * Ephah do plúr mín mar offráil bidh go sionnruidhe, (1.) a leaṫ ar maidin, agus a leaṫ ionsa noiḋċe. (* Exod. 16. 36.)

21. A noighean do dhéantar é, maille re hola, agus a nuáir biás bruite do bheura tú a steaċ é agus na piosuidhe bruite do nofráil bidh, offrálfidh tú mar boladh cumhra don tighearna.

22. Agus an sagart dá macaibh atá ungtha na áit; offrálfidh sé é: búdh statuidh coiḋċe don tighearna í, loiscfighear go hiomlán í.

23. Oir loiscfighear gaċ uile offráil bidh ar son an tsagairt go hiomlán: ni hiostar é.

24. Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh.

25. Labhair re hAarón agus le na macaibh, gá rádh, is é so dligeadh na hoffrála peacaidh: annsa náit a marbhṫar a nofráil loiscthe, is ann marbhfighear

anofráil peacaidh a bḟiadhnuise an tiġearna: atá sé ro naomṫa.

26. An sagart ofrálas é ar son peacaidh, iosaidh sé féin é, annsa náit naomṫa íostar é, a ccúirt ṫabernacuil an ċoimċruinniġṫe.

27. Gioḋ bé ar biṫ ni ḃeanas re nfeóil sin, biaidh sé ro naomṫa, agus a nuair croiṫfiġear dá ḟuil ar éadach ar bith: nighfe tú a náit dár bhean an crothadh annsa náit naomṫa.

28. Acht an soiṫeach criadh ionar bruiṫeadh é * bristiġear é, agus mas
* Caib. 11. 33. a bpota phrais do bruitheadh é, sciúrfuiġear é, agus measḟuiġear an pota a nuisce.

29. Na huile ḟirionnach a measc na sagart íosuidh dhe; atá sé ro naomṫa.

30. * Ni hióstar ofráil peacaidh ar
* Eabhr. 13. 11. biṫ a mbeartar steach dá ḟuil go tabernacuil an ċoimċruinniġṫe do dheanam siotċána (leis) annsa náit naomṫa loiscfiġear annsa teineadh í.

---

## Caib. 7.



ar an gceadna is é so dligheadh na hofrála sáruighthe, atá sé ro naomhtha.

2. Annsa náit a marbhuid siad a nofráil loiscṫe, is ann ṁuirḟid a nofráil sáruiġṫe, agus croiṫfid sé a ḟuil timċioll ar a naltóir.

3. Agus ofráilfid sé dhe meaṫas uile a mionbuil, agus an meaṫas ḟolċus na hinniḋe.

4. Agus an dá dhubán agus an meaṫas bhíos orra, noc atá a nárann agus an sgeaṫ atá os cionn na nae, maille ris na dubánuibh bainfid sé sin a mac as.

5. Agus loiscfid an sagart é ar a naltóir mar ofráil deanta lé teineadh don tiġearna: is ofráil sáruiġṫe sin.

6. Íosuid gach aon ḟirionnach a measc na sagart de sin, an sa náit naomṫa iostar é, atá ro naomṫa.

7. Mar atá a nofráil peacaidh, is amhluidh atá a nofráil sáruiġṫe: is éindligheḋ atá orra: an sagart do dheanas síṫ leis, is aige bias sé.

8. Agus an sagart iodbhras ofráil loiscṫe duine air biṫ is agan tsagart féin bhios croicionn na hofrála loisce do ni iodbhuirt.

9. Agus gach uile ofráil bhíḋ dá mbácáltar annsa bácús, agus gach uile dheasuiġṫear annsa bḟriṫoiġeann agus annsa noiġeann, biáiḋ ag an tsagart ofrálus é.

10. Agus gach uile ofráil bhíḋ cumaisgṫe le hola, agus tirim biaiḋ ag cloinn Aáron uile, oireadh re ċéile ag gach nduine dhiob.

11. Agus as é sin dligheadh iodbarṫa na hofrála siotċána, noch ofráilfeas sé don tiġearna.

12. Má ofrálann sé é mar breiṫ buidheaċuis, ann sin ofráilfid sé maille re iodbuirt beirṫe buidheaċuis, bairġeana gan laibin cumaisgṫe le hola, agus ablanna gan laibin ungṫa le fion, agus cácaiḋe cumaisgṫe le hola do plúr min, frialta.

13. Táob a muich dona cácuib, ofráilfid mar ofrail aran laibin maille ré iodbuirt beirṫe buidheaċuis dá ofráil sioḋa.

14. Agus de sin ofráilfid sé aón as a nofráil iomlán mar ofráil ṫogṫa don tiġearna, agus buḋ leis an tsagart do ċroiṫ fuil na hofrála siotċána sin.

15. Agus feoil iodbarṫa ofrála sioḋa ar son buidheaċuis, íostar, an ló sin féin iodbarṫar í, ni ḟuiġfid sé éinni de ċum na maidne.

16. Acht má bionn iodbuirt a ofrála na moid, nó na hofráil toileamhuil íostar an lá sin féin i ofrálas a iodbuirt, agus ar na ṁárach mar an gceadna íostar an fuiġeall.

17. Acht

17. Aſ fuiġell fheóla na hiodbarta, an treas lá loiscfiġear le teinid é.

18. Agus ma hitior cuid ar biṫ dfeóil iodbartha a offrála síoda an treas lá, ní ġebṫar í, ní mó measṫar do nofráil í: biaid sí na hadhuaṫmhar, agus an tanam iosas di iomċoraid sé a ċoir.

19. Agus a nfeóil bheanas ré hnid ar biṫ salaċ ní hiosṫar í, loiscfiġear lé teinid í: agus ar son na feóla, an méid bias glan iosaid di.

20. Aċ an tanam iṫeas dfeóil iodbarṫa na hoffrála síoċcána, noch is leis an tTiġearna, gá bfuil * a neamhġloine air: gearrfaiġṫear an tanam sin trid amaċ as a muinntir.
* Caib. 15. 3.

21. Os a ċionn so gid bé anam bheanas ré ní salaċ, mar atá salċar duine no beaṫaid neamhġlan, nó re hní ar biṫ adhuaṫmar neimhġlan, agus iosas cuid dfeóil iodhbartha na hoffrála síodha noch bheanas ris an tTighearna, gearrfaighear an tanamsin trid amaċ ó na daoinib.

22. Agus do labair an Tiġearna re Maóise, dá rád.

23. Labair re cloinn Israel dá rád, * ní iosṫaoi éinní dingne mhéaṫais doimh nó caoiraċ, nó gabhair.
* Caib. 3. 17.

24. Ach geir an beaṫaid do ġeib bás uada féin, agus méaṫas a nainmide reubṫar beaṫaid, is éidir sin do ċur a núsáid ar biṫ eile, giodhead ní iosṫaoi éinní de ar éncor.

25. Oir gid bé ar biṫ iosas do gheir an beaṫaid iodhbruid daoine mar offráil dhóiġṫe le teinidh don Tighearna, fós an tanam iosas de sin gearrfaighear amach ó na muinntir é.

26. * Tuilleadh eile, ní iosṫaoi énní fola ar biṫ mas déun no dainmiġe, a naon da bhur náitreabhaib.
* Gein. 9. 4. Caib. 3. 17. & 17. 14.

27. Gid bé ar biṫ anum iosas énní fola: gearrfaiġṫear ceana an tanamsin ó na muinntir.

28. Agus do labair an Tiġearna ré Maóise, dá rád.

29. Labair ré cloinn Israel dá rád: an té offrálus iodhbairt offrála síoda don Tighearna, do bheura sé offráil cum an Tiġearna do iodhbairt offrála síoda.

30. A láṁa féin bheurus leis offráil an Tiġearna dhóiġṫe le teinidh, an ġeir maille ris an gcliaṫán do bheura sé leis, ionnus go gcroiṫfidhe an * cliaṫán ar son offrála luáimniġṫe as coinne an Tiġearna. * Exod. 29. 24.

31. Agus loiscfidh an sagart an gheir ar a naltóir, aċ budh lé Haaron agus le na macaibh an tuċ.

32. Agus do bheirṫí an slinneán deas don tsagart mar offráil tógṫa don iodhbairt do nofráil shíoċcána.

33. An té do macaib Aaron offrálus fuil na hoffrála síoċcána, agus an méaṫas, is é do ġeaba an slinneán deas ar son a coda.

34. Oir do ġeabh mise an tuċ luáimniġṫe agus an slinneán tógṫa do ċloinn Israel do iodbairt a noffrála sioċhċána, agus tug mé do Aaron an sagart iad, agus dá macaib mar statuid go bráṫ, ó measc ċloinne Israel.

35. Is é so cuibhrionn ungṫa Aaron, agus ungṫa a mac as offrálaib an Tiġearna dhóiġṫe lé teinid, anṡa ló ar ċuir sé a steaċ iad, do miniostralas don Tiġearna a noifig an tsagairt.

36. Noċ do aiṫin an Tiġearna do ṫabhairt dóib ó ċloinn Israel anṡa ló ar ungad iad lé statuid go bráṫ ar fad a ngeinealaċ.

37. Is é so dliġead na hoffrála loiscṫe, na hoffrála bid, na hoffrála peacaid, agus na hoffrála sáraiġṫe, agus na gcoisreagad agus iodbarṫa na noffrálaċ síoda:

38. Noċ do aiṫin an Tiġearna do Mhaóise an sliab Sinai, anṡa ló ar aiṫin sé do ċloinn Israel an iodbairt doffráil don Tiġearna a bfásaċ Sinai.

## Caib. 8.



Agus a dubhairt an tiġearna re Maoise, dá ráḋ.

2. * Beir leat Aaron agus a ṁic maille ris, agus a néideaḋ agus an ola * ungṫa, agus bulóg ċum na hofrála peacaiḋ, agus dá reiṫe, agus cliab daran gan laibin. • Exod. 28. 2, 4. • Exod. 30. 24.

3. Agus cruinniġ an coiṁṫionól uile go doras ṫabernacuil an chomhċruinniġ.

4. Agus do riñe Maoise mar do aiṫin an tiġearna dhe, agus do chruinniġ an toireaċtus a gcionn a chéile, chum doruis thabearnacuil an ċomhċruinniġ.

5. Agus a dubhairt Maoise ris an gcoiṁṫionól, * is é so an ni do aiṫin an tiġearna do dhéanaṁ. • Exod. 29. 4.

6. Agus tug Maoise Aaron agus a ṁic leis, agus do niġ le huisce iad.

7. Agus do ċuir an cóta uime, agus do ċuir crios ṫairis, agus do ċuir an róba uime, agus do ċuir an Tephod air, agus do ċuir crios cuirialta a Nephod ṫairis sin, agus do ċeangail de uime é.

8. Agus do ċuir sé an tuséadaċ air, agus do ċuir ann sa nuséadach an Urim agus an Tumim. • Exod. 28. 30.

9. Agus do ċuir an Mhiter ar a ċeann: ar an Mhiter mar an gcéadna ġoon ar éadan an Mhiter do ċuir sé an pláta óir, an ċoróin naoṁṫa, mar do * aiṫin an tiġearna do Mhaoise. • Exod. 28. 36. &c.

10. Agus do ġlac Maoise an ola ungṫa, agus do ungaiḋ an tabernacul, agus a raiḃ ann uile, agus do naoṁaḋ iad.

11. Agus do ċroiṫ sé di ar a naltóir seaċt nuáire, agus do unguidh a naltóir, agus a soiġṫe uile, a ron an lábhéar agus a chos dá naoṁaḋ.

12. Agus do * dóirt ar an ola ungṫa, ar ċeann Aaron, agus do ungaiḋ é dá naoṁaḋ. • Ecclus 45. 15. Psal. 133. 2.

13. Agus tug Maoise mic Aaron leis, agus do ċuir cótuiḋ orra, agus do ċriosluiḋ iad lé creasannuiḃ, agus do ċeangail bairréid orra, mar do aiṫin an tiġearna do Mhaoise.

14. * Agus tug leis an bulóg ar son ofrála peacaiḋ, agus do leag Aaron agus a ṁic a láma ar chionn na bulóige chum ofrála an peacaiḋ. • Exod. 29. 1.

15. Agus do ṁarḃ sé é, agus do ġlac Maoise a nfuil, agus do ċuir ar beannuiḃ na haltóra fá gcuáirt lé na ṁéur í, agus do ġlan a naltóir, agus do dóirt a nfuil ag bonn na haltóra agus do naoṁaḋ í, do dhéanaṁ aiṫriotċána uirre.

16. Agus do ġlac a raiḃ do ġeir ann a nionathar, agus an sceaṫ ós cionn na náe, agus an dá dubán agus a mbeaṫas, agus do loisc Maoise ar a naltóir iad.

17. Aċt do loisc an bulóg, agus a seiṫiġ agus a feóil, agus a hothrach taobh a muich don champa, mar do aiṫin an tiġearna do Mhaoise *. • Exod. 29. 14.

18. Agus tug an reiṫe leis ċum na hofrála loiscṫe, agus do chuir Aaron agus a ṁic a láma ar cheann an reiṫe.

19. Agus do ṁarḃ sé é, agus do ċroiṫ Maoise a nfuil ar a naltóir fá gcuáirt.

20. Agus do gheárr sé an reiṫe na ṗiosuiġib, agus do loisc Maoise an ceann agus na piosuiḋ agus an ġeir.

21. Agus do niġ an ionaċ agus na cosa a nuisce; agus do loisc Maoise an reiṫe uile ar a naltóir: do bi na iodbuirt loiscṫe na bhaladh ċúmra agus na hofráil dhéanta lé teiniḋ don tiġearna, mar do aiṫin an tiġearna do Mhaoise.

22. Agus tug an reiṫe * eile leis, reiṫe an ċoisricṫe: agus do leag Aaron agus a ṁic a láma ar ċeann an reiṫe. • Exod. 29. 31.

23. Agus

23. Agus do ṁarḃ sé é, agus do ġlac Maóise da ḟuil, agus do ċuir ar bárr cluáise deise Aároin, agus ar ordóig a láiṁe deise, agus ar ordóig a ċoise deise.

24. Tug fós mic Aároin leis agus do ċuir Maóise cuid do nfuil ar bárr a ccluás deas, agus ar ordóguibh a lám ndeas, agus ar ordóguib a ccos ndeas, agus do ċroit Maóise a nfuil ar a naltóir fá gcuáirt.

25. Agus do ġlac an ġeir, agus an tiorbull, agus an ġeir do bhi ar an mionac uile, agus an sgáṫ ós cionn na nae, agus an dá dubán agus an ġeir agus an sliṅéun deas.

26. Agus do ḃen sé aon bairgen daráin gan laibin as a gcliab do bhi as coiṁe an tigerna, agus cáca daráin smeartha le hola, agus éan ablan amáin, agus do ċuir ar uachtar na geire agus a sslinneáin deis iad.

• Exod. 29. 24.&c. 27. Agus do ċuir sin uile ar * láṁuib Aároin, agus ar láṁuib a mac, agus do luáimnig iad mar offráil luáimnighṫe as coiṁe an tigerna.

28. Agus do ġlac Maóise as a láṁuib iad, agus do loisc ar a naltóir iad, ar a noffráil loiscṫe: do bádar na gcoisricṫib do baladh cumhra; is offráil sin dénta lé teiniḋ don tigerna.

29. Agus do ġlac Maóise an tuċt, agus do ṁaillig é, mar offráil luáimnigṫe a láṫair an tigerna: óir
• Exod. 29. 26. do bi sin * cuid Mhaóise do reiṫe an ċoisrecṫa, mar do aiṫin an tigerna do Mhaóise.

30. Agus do ġlac Maóise cuid don ola ungṫa, agus do nfuil do bi ar a naltóir, agus do ċroit é ar Aáron agus ar éḋaċ, agus ar a ṁacaib agus ar a éḋaiġib a mac maille ris, agus do naoṁuig sé Aáron agus a ċuladh agus a ṁic agus a cculaḋa mar aon ris.

31. Agus a dubairt Maóise ré hAáron, agus ré na ṁacaib, bruiṫiġe
• Exod. 29. 31. a nfeóil ag dorus thabernacuil an chomhchruinnigh: agus * ithighe an sin i maille ris a narán atá a gcliab na gcoisrecṫaḋ, mar do aiṫin misi, dá ráḋh, itheadh Aáron agus a ṁic é.

32. Agus an fuiġell biás ag a nfeóil, agus ag a narán, loiscfiḋe lé teiniḋ é.

33. Agus ni raċṫaoi amach tar dorus tabernacuil an chomhchruinnigh a seċt lá, nó go rabuid laeṫe bur gcoisricṫe coimhlionta: óir * seċt • Exod. 29. 35.
lá bhiás sé dá bur gcoisregaḋ.

34. Mar do riṅe sé a niugh, is mar sin do aithin an tighearna a dhénamh, do dénaṁ sioḋa dóib.

35. Uime sin anfuiḋe ag dorus tabernacuil an ċoiṁċruinniġ do ló agus doiḋċe, seċt lá, agus coiṁédfuiḋhe cúram an tighearna, nac bfaġṫaoi bás: óir is mar sin do haithnighedh dióm.

36. Mar sin do riṅe Aáron agus a mhic gach uile ni, dar aitin an tighearna tré láimh Mhaóise.

---

## CAIB. 9.

AGus táinic a gcrich ar a noṁaḋ lá, gur ġoir Maóise Aáron, agus a ṁic agus sinsir Israel.

2. Agus a dubairt ré hAáron,* glac • Exod. 29. 1.
laoġ óg mar offráil pheacaiḋ, agus reiṫe mar offráil loiscṫe, gan ċáiḋe, agus offráil iad a bfiaḋnuise an tighearna.

3. Agus laiḃeoruiḋ tú ré cloiṅ Israel, gá ráḋ, glacaiḋsi meannán do na gabruiḃ ar son offrála peacaiḋ; agus laoġ, agus uan, araon don ċéḋbliaḋain, gan ċáiḋe, mar offráil loiscṫe.

4. Bulóg agus reiṫe, mar an gcédna mar offráil sioḋa, dioḋbruṫ a bfiaḋnuise an tigerna; agus offráil bhiḋ cumaiscṫe le hola: óir foill-

ſeoċaiḋ an tiġearna é féin a nugh ḋóiḃ.

5. Aguſ tugadar leó an ní do aiṫin Maóiſi, a láthair ṫabernacuil an chomhċruinniġ, aguſ tangadar an coimṫionól uile a gcomġar, aguſ do ſeaſadar aſ coiṁe an tiġearna.

6. Aguſ a dubhairt Maóiſe, aſ é ſo an ní do aiṫin an tiġearna dhíḃ do ḋéanam: aguſ foillſeoċṫar glóir an tiġearna ḋóiḃ.

7. Aguſ a dubhairt Maóiſe ré hÁaron, imṫiġ chum na haltóra, aguſ ioḋbhair hofráil pheacaidh, aguſ hofráil loiſcṫe, aguſ déana ſíoṫ ḋuit féin, aguſ don ṗobal: aguſ ioḋbhair ofráil an ṗobuil, aguſ déana ſíoṫ ḋóiḃ; mar do aiṫin an tiġearna.

8. Ar a naḋbharſin do ċuaiḋ Aaron ċum na haltóra, aguſ do marḃ laoġ na hofrála peacaiḋ, noċ do bí ar a ſon féin.

9. Aguſ tugadar mic Aaron a ḟuil ċuige: aguſ do ṫum a ṁeur anſa ḟuil, aguſ do ċuir ar beannaiḃ na haltóra í, aguſ do ḋóirt a ḟuil amaċ ag bonn na haltóra.

10. Aſ do loiſc ſé an ġeir, aguſ na dubáin, aguſ an ſcairt óſ cionn na háe, do nofráil pheacaiḋ, ar a naltóir: mar do aiṫin an tiġearna do Mhaóiſe.

11. Aguſ do loiſc a ḟeóil aguſ an tſeiċe le teiniḋ, taoḃ a muigh don ċampa.

12. Aguſ do marḃ ſé a nofráil loiſcṫe; aguſ tugadar mic Aaron a ḟuil ċuige, noċ do ċroiṫ ſé timċioll fá gcuáirt ar a naltóir.

13. Aguſ tugadar a nofráil loiſcṫe ċuige, maille re na ſpóllaiḃ, aguſ an ceann: aguſ do loiſc ar a naltóir (iad.)

13. Aguſ do nigh an ionaċ, aguſ na coſa, aguſ do loiſc iad ar a nofráil loiſcṫe ar a naltóir.

15. Aguſ tug ofráil an ṗobuil leiſ, aguſ do ġlac an gabar do bhí mar ofráil pheacaiḋ ar ſon an ṗobail, aguſ do marḃ é, aguſ do ioḋbhair ar ſon peacaiḋ mar an gcéadna é,

16. Aguſ tug leiſ a nofráil loiſcṫe, aguſ do ofráil í do réir ġnáṫa.

17. Aguſ tug a nofráil bhíḋ, aguſ do ġlac lán ḋurn ḋí, aguſ do loiſc í ar a naltóir,* taobh a muigh * Exod. 29.
dioḋbhairt loiſcṫe na maidne. 38.

18. Do marḃ mar an gcéadna an bulóg, aguſ an reiṫe, mar ioḋbhairt ofrála ſíoḋa, noċ do bí ar ſon an ṗobail: aguſ tugadar mic Aaron a ḟuil ċuige, (noċ do ċroiṫ ſé ar a naltóir fá gcuáirt.)

19. Aguſ míṫaſ na bulóige aguſ an reiṫe, an tiorbull, aguſ an ní ḟolċaſ an ionaċ, aguſ na dubáin, aguſ an ſcairt óſ cionn na háe.

20. Aguſ do ċuireadar an míṫaſ ar na cliaṫánaiḃ, aguſ do loiſc an míṫaſ ar a naltóir.

21. Aguſ do ṁaluiġ Aaron na cliaṫáin, aguſ an ſlinneun deaſ, mar ofráil ċroiṫte a bfiaḋnuiſi an tiġearna; mar do aiṫin Maóiſi.

22. Aguſ do ṫóg Aaron ſuaſ a lámh leiſ riſ an bpobal, aguſ do beannuiḋ ſé iad: aguſ táinic a nuaſ ó ioḋbhairt na hofrála peacaiḋ, aguſ na hofrála loiſcthe, aguſ na hofrála ſíoḋa.

23. Aguſ do ċuaiḋ Maóiſi aguſ Aaron go tabernacuil an ċomhċruinniġṫe, aguſ tangadar amaċ aguſ do beannuiġeadur an pobal: aguſ do foillſiuġaḋ glóir an tiġearna don phobal uile.

24. Aguſ * táinic teine amach ó * Gein. 4. 4.
ḟiaḋnuiſi an tiġearna, aguſ do dhío- 1 Riogh. 18.
ḃáiḋ ar a naltóir a nofráil loiſcthe, 38. 2 Chron.
aguſ an ġeir: noċ a nuáir do ċonnairc 7. 1. 2 Mac.
an pobal, do ġáireadar, aguſ do 2. 10, 11.
ṫuiteadar ar a naġaiḋ.

caib.

## CAIB. 10.

* Uibhr. 3. 4. & 26. 61. 1 Chron. 24. 2.

AGus do ġlac * Nadab agus Abihú, mic Aáron, sionnsa gac nduine aca, agus do ċuir teine ann, agus do ċuir túis uirre, agus do oḟráladar teine coimhthíoċ a láthair an tiġerna, naċ ar aithin sé díob.

2. Agus do ċuaidh teine a mać ón tiġerna, agus do ḋiobháidh sí iad, agus fuaradair bás a bfiadhnuisi an tiġerna.

3. Ann sin a dubhairt Maóise re haáron, is é so an ní do labhair an tiġerna, gá rádh, biáidh mé náomhṫa annsa drong ṫig a ngar dam, agus as coinne an pobail uile biáidh glóir dam, agus do ṫost Aáron.

4. Agus do ġoir Maóise Misael, agus Elsaphan, mic Uzziel, derbhraṫar aṫar Aáron, agus dubhairt riu, tigidh a leiṫ, beiridh lib bur ndeirbhraiṫre ó ḟiadhnuisi na sanctóra, amać as an gcampa.

5. Mar sin tangadar a ngar dóibh, agus rugadar léo iad ann a ccótaibh amach as an gcampa; mar a dubhairt Maóise.

6. Agus a dubhairt Maóise re hAáron, agus re Heleásar agus re hItamar a maca, ná nochtuigh bur gcinn, uarab mó brisfidhe bur néadach; deagla go muirfidhe sibh, agus deagla feirge do ṫeaċd ar an pobal uile: acht caoinidis bhur ndearbhraithre, tigh Israel uile, an loscadh noch do las an tiġerna.

7. Agus ní raċtaoi a mach ó dorus ṫabernacuil an chomhchruinnighthe, deagla go bfuiġeadh sibh bás: óir atá ola ungtha an tiġerna oraibh, agus do rinneadar do réir focail Mhaóise.

8. Agus do labhair an tiġerna re haáron, dá rádh.

9. Ná hibhidh fíon, nó deoċ láidir ná do mic maille leat, a nuáir raċthaoi go tabernacuil an ċoimċruinniġṫe; deagla go bfuiġeadh sibh bás: biáidh sin na reaċd go bráṫ ar feadh bur ngeinealaċ.

10. Agus ċor go ccuirfidhe di-fir edir náomhṫa, agus neamhnáomhṫa, agus eidir ġlan agus neamhġlan:

11. Agus ċor go munfidhe clann Israel annsa uile statuidh do labhair an tiġerna riu lé láimh Mhaóise.

12. Agus do labhair Maóise re haáron, agus re Heleásar, agus re hItamar a mic do mhair, gá rádh, glacaidh a nofráil bidh as fuiġeall dofrálaibh an tiġerna dóghta le teinidh, agus itidh gan láibhin í, lámh ris a naltóir: óir atá ró náomhṫa.

13. Agus iostaoi é annsa náit náomhṫa, ċionn gurob é do ċeartsa é, agus ceart do mhac as iodhbarthaibh an tighearna do níṫhear lé teinidh: óir is már sin do haithnigheadh dhíomsa.

14. Agus iostaoi an * tuċd * Exod. 29. 24.
croiṫṫe, agus an slinneun tógṫa a náit ġloin; tú féin, agus do mic, agus hingeana maille leat: óir is ceart dhuitse iad, agus ceart do mac, noċ do bheirṫear as iodhbairt na hofrála síoda, ó ċloinn Israel.

15. Do béaraidh léo an slinnéan tógṫa, agus an tuċd croiṫṫe, maille ris na hofrálaibh do niṫear le teinidh don gheir, dá chrathadh mar ofráil ċroiṫe a bfiadhnuise an tiġerna, agus budh leatsa é, agus léad macaibh maille leat, a statuidh go bráṫ; mar do aiṫin an tiġerna.

16. Agus do lorgair Mhaóise go dithchiollach a ndiáigh ghabhar na hofrála peacaidh, agus féuch, do loisceadh é: agus do bí sé feargach le Heleasar, agus re hItamar mic Aarón, do fágbhadh beó, gá rádh.

17. Cread fá nár itheamhair a nofráil peacaidh an sa náit náomhtha: ó tá sé ró náomhtha, agus do thug Dia dhibhsi é, di-omchar chionta an ċoimċruinniġṫe, do

déanam

dénamh síodha ar a son a lath. an Ti-
ghearna.
18. Féuch níor tugadh a fuil aisteach,
taobh aisteach don áit náomhtha: do budh
cóir dhaóibh go deimhin ithe ann sa
náit naomhtha, * mar do aithin
mise.
* Caib. 6. 26.
19. Agus a dubhairt Aaron re
Maoise, féuch, a niugh do offraladar
a nofráil pecaidh, agus a nofráil loi-
scthe as coinne an Tighearna, agus
do tarládar a leithéid sin do neithibh
damhsa: agus dá nithinn a nofráil
pecaidh a niugh, an ngébthaoi a bfiadhnuise
an Tighearna é.
20. Agus a niugh do cualaidh Ma-
óise do bhí sé riarta.

# CAIB. XI.

AGus do labhair an Tighearna
re Maoise, agus re Haá-
ron, gá rádh riú.
2. Labhraidh re cloinn Isra-
el, gá rádh * is iadso na béathaidh ió-
staoi a measc na nainmhinteadh atá ar an
talamh.
* Deut. 14. 4. Gniomh. 10. 14.
3. Giodh bé ar bith roinnes a ionga,
agus a bfuil a cos scoilte, agus
cognas a cíor a measc na nainmhinteadh
ar an talamh, iostaoi sin.
4. Giodhedh, ni iostaoi iadso, don
méid cognas an cíor, no roinnes a i-
onga: mar atá an cámall, do chionn go
gcognann an cíor, achd ni roinneann a
ionga: atá sé neamhghlan dha-
óibh.
5. Agus an coinín, do chionn go
gcognann an cíor, achd ni ranann
a ionga: atá sé neimhghlan daóibh.
6. Agus an ngearrfiadh, do chionn go
gcognann an cíor, achd ni ranann a ion-
ga: atá sé neimhghlan daóibh.
7. Agus na * muca, má tá go bfuil-
lid a ccosa scoilte, ni cognuid an
cíor, a táid neimhghlan daóibh.
* 2 Mac. 6. 18.

8. Ni iostaoi dá bfeóil, agus ni
beanfaidhe re na gconablaibh, atáid neimh-
ghlan daóibh.
9. Is iad so iostaoi, do gach uile ni
atá is na huisgeibh, a nuile ni ar a
bfuilid eiteach, agus slisnech, ann sna
huisgeibh, ann sna fairrgibh, agus ann sna
srothaibh, iostaoi iadsin.
10. Agus an méid ar nach bfuil ei-
teach no lanna ann sna fairrgibh, agus
ann sna srothaibh, don méid corruighes
ann sna huisce, agus déinn béo dá bfuil
sna huisgeibh; béid adhfhuathmhar
aguibh.
11. Béid siad na nadhfuathmhaireacht
aguibh: ni iostaoi dá bfeóil, achd bi-
áid a gcorp na nadhfuathmhaireachas a-
guibh.
12. Giodh bé ar bith gach nach bia ei-
teach nó lanna ann sna huisgidhibh, bi-
áidh sin na adhfhuathmhairechd
daóibh.
13. Agus is iad so bias an adhfuath-
mhaireachd aguibh a measc na néun, ni híos-
tar iad, is adhfuathmhaireachd iad: an
tiolar, an préacán ceannan, an tias-
gaire cairrnech.
14. An badhbh, prícán na gcearc,
do réir a chinéil.
15. Gach uile fhiach do réir a
chinéil.
16. Agus an tulcabhcan, agus an
sebac oidhche, agus an chuach, agus gach
uile chinéul sebaic.
17. Agus an tulcabhcan beag, agus
an fiach mór, agus an tulcabhcan mór.
18. Agus a ngéla, agus an peli-
cán, agus an tiolar gríasach.
19. Agus an corrghlas; agus an
corrghrian, do réir a gcinéil, agus an
filbín, agus a nialtóg leathair.
20. Gach uile éun ghluáises ag im-
theachd, ceathair cosach, béid adhfuathmhar
daóibh.
21. Giodhedh féadfaoi iadso d'ithe,
gach uile ni eitiollach snáidhes, gá
bfuilid ceithre cosa, gá bfuilid cosa
ós cionn a ttroigheach, lé lingid ar an
talamh.

22. Iad ſo fós iſ éidir liḃ a ṅiṫe; an locuſte do réir a ċinéil, agus an locuſte ceanan, mar bíos a ċinéil, agus an bunán gona ċinéil, agus grasóper guna ċinéil.

23. Acht a nuile ní eitiollaċ, gluaiſteaċ, noċ atá ceiṫre coſa, béid [illegible] tmar daóiḃ.

24. Agus ar a ſon ſo béiti neaṁglan: gioḋ bé ar biṫ ḃeanas re na cconablaiḃ biaiḋ neaṁglan go tráṫnóna.

25. Agus gioḋ bé ar biṫ iomċoras éinní dá gconablaiḃ, niġeaḋ a ṫoaċ, agus biaiḋ neaṁglan go tráṫnona.

26. Conablaċ gaċ uile ainmiḋe noċ roinnes a nionga, agus naċ biaiḋ a nionga ſcoilte, nó naċ ccognan a ċíor, a táid neaṁglan daóiḃ: gaċ uile duine dá mbeanfa riu, biaiḋ ſé neaṁglan.

27. Agus gioḋ bé ar biṫ [illegible] ar a ċroḃaiḃ a measc a nuile [illegible] beaṫaċ imṫiġeas a neinfeaċd [illegible], a táid neaṁglan diḃ: gach [illegible] beanas re na cconablaiḃ biaiḋ ſe neaṁglan go tráṫnóna.

28. Agus an té iomċorus an conablaċ, niġfiḋ a ṫoach, ⁊ biaiḋ neaṁglan go tráṫnona: a táid neaṁglan daóiḃ.

29. Biaḋ ſó mar an ccéadna neaṁglan diḃ, measc na neiṫeaḋ ngluaiſteaċ gluaiſeas ar an talam: an eaſóg, ⁊ an luċ, an an tortóis, gun a ċinéil.

30. Agus an fireúd, agus an camélion, agus a nenċluaċra, agus an ſelide, agus an talpa.

31. A táid ſo neaṁglan daóiḃ a measc an uile ſnáiḋeas: gioḋ bé ar biṫ beanas riu, a nuáir bid marḃ, biaiḋ neaṁglan go tráṫnóna.

32. Agus gioḋ bé ar biṫ ní ar a dtuiteaḋ éinní diob, a nuáir bias marḃ, biaiḋ ſé neaṁglan; más ſoiṫeaċ croinn é, nó ṫoaċ; nó croiceann, nó ſac, nó gioḋ bé ar biṫ ſoiṫeaċ é, lé ndéuntar obair ar biṫ, caitfiġear a ċur a nuisce, biaiḋ neaṁglan go nóin; glanfuiġear mar ſin é.

33. Agus gaċ uile ſoiṫeaċ criaḋ ann a ttuitfiḋ éinni diob, gioḋ bé ar biṫ bias ann, biaiḋ ſé neaṁglan; agus briſfiḋe *é.

34. A nuile biaḋ iſ éidir diṫe, ar a racaiḋ an tuisce ſin, biaiḋ ſé neaṁglan: agus gaċ uile deoċ iſ éidir dól ann gaċ ſoiṫeaċ mar ſin, biaiḋ ſé neaṁglan.

35. Agus gaċ uile ní ar a ttuitfiḋ éinní dá gconablaiḃ, biaiḋ ſe neaṁglan; más bácús é, no raiṁesiḋe do potaiḃ, briſfiġear ſios iad: óir a-táid ſiad neaṁglan: agus béid neaṁglan daóiḃse.

36. Thairis ſin, tobar nó cuirr ionambia go lór uisce, biaiḋ glan: acht an ċuiḋ beanas re na gconablaiḃ ſin, biaiḋ neaṁglan.

37. Agus ma ṫuiteann éinċuiḋ da cconablaċ ar ſiol cora, bias ċum a cora: biaiḋ ſin glan.

38. Acht má cuirtear uisce ar biṫ ar a ſíol, agus go ttuitfiḋ aon ċuiḋ don ċonablaiḋ ann; biaiḋ ſé neaṁglan.

39. Agus ma éugann aoinbeaṫach, dar féidir liḃ iṫe, an té beanas re na ċonablaiḋ ſin biaiḋ ſé neaṁglan go nóin.

43. Agus an té iṫes d[illegible] niġeaḋ a ṫoach, agus biaiḋ [illegible] go nóin: an té mar an gcéadna iomċras a gconablaċ niġfiḋ a ṫoaċ agus biaiḋ neaṁglan go nóin.

41. Agus gaċ uile ní ſnáiḋteaċ ſnáiḋeas ar an talam, biaiḋ na aḋfuaṫmhéaċd: ni hiosṫar é.

42. Gioḋ bé ar biṫ imṫiġeas ar a mbolg, agus gioḋ bé ar biṫ imṫiġeas ar ċeiṫre coſaiḃ, nó gioḋ bé ar a bfuil ni iſ mó do ċoſaiḃ a measc na nuile neiṫeaḋ ſnáiḋteach ſnáiḋeas ar an talaṁ, ni hiosṫar iad, óir a táid na naḋfuaṁéaċd.

43. Ni déantaoi ſiḃ féin gráineaṁuil lé héinní ſnáiḋteach ſnáiḋeas, ni mó do déantaói ſibh féin neaṁglan léo, lé ttruáilleoċtaói ſiḃ na dtáoḃ.

44. Oir iſ miſe an tiġearna ḃur Ndia: ar an adhbharſin naoṁtoċthaoiſiḃ ſibh féin, * agus beithi naómṫa; óir atáimſe naoṁṫa, ni mó truaillfiḋe

* Caib. 6. 28.

* Caib. 19. 2. & 20. 7. 1 Phead. 1. 15.

truáillfidhe sibh féin le hinntóraibh neithedh ngluáiseach, noch gluáises ar an talamh.

45. Oir is misi an Tighearna, do bheir a mach sibh as talamh na Hégipte do bheith am Dhia aguibh: beithi ar an ádhbhar sin náomhtha, óir atáimsi náomhtha.

46. Ase so dligheadh na mbeathach agus na néun, agus gach uile bheathaigh bheo da gcorruighthear annsna huisgeadhaibh, agus gach uile chreutúir dá ngluáisionn ar an talamh.

47. Do dhéanamh eidirdhealaighthe idir an glan agus an neamhghlan, agus idir an mbeathach as éidir dhithe agus an beathach nach éidir dhithe.

## Caib. 12.



Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh.

2. Labhair re cloinn Israel, gha rádh, má ghabh * bean síol agus go mbéara mac: annsin biáidh sí neamhghlan seacht lá; do réir laetheadh dealuighthe a laighe sia, biáidh sí neamhghlan.

*Gal.15.19.

3. Agus annsa * nochtmhadh lá timchill-ghearrfaighear feóil a réimhchroicinn.

*Luc. 2. 21. Eóin.7. 21.

4. Agus fanfa sí ann sin a bfuil a hannaicthe, tri lá agus triochad: ni bhéanfa sí re héinni náomhtha, agus ni thiucfa don tsanctóir, nó go ccoimhliontar laethe a hannaicthe.

5. Acht mas leanbh mná bhéurus sí, biáidh sí neamhghlan caoicidhis amhuil iona dealughadh: agus fanfuidh a bfuil a hannaicthe, sé lá agus tri fithchid.

6. Agus a nuáir choimhliontar laethe a glanta, ar son mic, nó inghine, do bhéura sí uán don chédbhliadhain lé, agus colum óg no éun turtuir, mar offráil pheacaidh go dorus thabernacuil an choimhthionóil chum an tsagairt:

7. Noch offráilfios é a láthair an Tighearna, agus do dhéana sith ar a son-sa agus biáidh sí glan ó shruth a fola: sé so is dlighedh do mhnaói bhéuras mac nó inghean.

8. * Agus muna bhfédfa sí uán do tabhairt lé, annsin do bhéura dá turtur lé, nó dá cholum óga; aon d[illegible] mar offráil loisgthe, agus an dara mar offráil pheacaidh, agus do dhéana an sagart sith ar a son, agus biáidh sí glan.

*Luc.2.2

## Caib. 13.



Agus do labhair an tighearna re Maóise, agus re Háaron, dá rádh.

2. A nuáir bhias ag duine at, nó gearb, nó léus a ccroicionn a fheola, agus go mbia a gcroicionn a fheola amhuil plágha lubhra: beirthear ann sin chum Aaron an sagart é, nó go mac dá macaibh, bhias na sagairt.

3. Agus féachfuidh an sagart ar an loit a gcroicionn a fheola, agus má iompóighionn an bán annsa loit, agus go mbia an loit níos doimhne re a faicsin ná croicionn a fheola, is loit lubhra sin: agus féachfuidh an sagart é, agus fuaigéoruidh a bheith neamhghlan.

4. Má bhionn an léus bán a ccroicionn a fheola, agus re fhaicsin nach bia ni is doimhne ná an croicionn, agus nach iontóchuidh a fhionnadh bán; ann sin iadhfuidh an sagart ar an té ar a mbia an loit seacht lá.

5. Agus féuchfuidh an sagart é an seachtmhadh lá: agus féuch, má bhí an loit ag seasamh, agus nach leithneochuidh annsa chroicionn, annsin druidfidh an sagart é seacht lá eile.

6. Agus féuchfuidh an sagart é, a rís an seachtmhadh lá: agus féuch, má bhionn an loit ní as éigin dorcha, agus nach leith-

leithneochaidh an loit ann sa chroicionn; ann sin fuáigeoraidh an sagart a beith glan: ni bfuil ann acht léus: nighfidh sé a éadach, agus biáidh glan.

7. Acht má leithnighidh an léus a mach go mór ann sa chroicionn, tar éis a fhaicsiona don tsagart ar son a ghlanta, féuchfaidh an sagart air a ris.

8. Agus má chi an sagart sin, féuch, go leithneochaidh an léus ann sa chroicionn; ann sin fuáigeoraidh an sagart neamhghlan é: is lubra í.

9. A nuáir bhias loit na lubra a nduine, ann sin bhéarthar chum an tsagairt é.

10. Agus féuchfaidh an sagart air: agus féuch, má bhionn an tath bán ann sa chroicionn, agus go ndiontochaidh sé an fionnadh bán ann sa chroicionn, agus go mbiá feóil bheo dhearg ann sa nath;

11. Is senlubra sin a gcroicionn a fheola, agus fuáigeoraidh an sagart neamhghlan é, agus ni chuirfidh a steach é: óir atá neamhghlan.

12. Agus má bhrisionn an lubra a mach, ar fud an chroicinn, agus go bfolleochaidh an lubra an croicionn uile (an té ar a mbia) an loit óna chionn go nuige a chosa, ann gach áonball a bhféuchfaidh an sagart.

13. Ann sin measfaidh an sagart: agus féuch má dfolaigh an lubra a chorp uile, fuáigeoraidh sé glan an té ar a mbia an lubra: do hiontóidh sé uile bán, atá se glan.

13. Acht a nuáir fhásfas feóil dhearg ann, biáidh sé salach.

15. Agus féuchfaidh an sagart ar an bfeóil dheirg, agus fuáigeoraidh é do beith neamhghlan: óir atá a nfeóil neamhghlan, is lubra í.

16. No má iontóigheann a nfeóil dhearg a ris, agus go ttiucfa chum beith bán, tiucfa sé chum an tsagairt.

17. Agus féuchfaidh an sagart air; agus féuch, má iontóigheann an loit ar beith bán; an sin fuáigeoraidh an sagart glan (an té ar a mbia) an loit: atá se glan.

18. A nfeóil mar an gcéadna, noch a raibh an neascóid ionna chroicionn, agus do leigheasadh,

19. Agus a náit na neascóide go mbia ath bán, no ballscóid soillseach bán agus gné deirge ann, agus go ttaisbéantar don tsagart é.

20. Agus a nuáir do chife an sagart é, féuch, má bhionn a fhaicsin ni is isle nó an croiceann, agus go diontochaidh a fionnadh bán, foillseochaidh an sagart neamhghlan é; is loit lubra é; ar na brisiodh a mach ó neascóid.

21. Acht má fhéachann an sagart air, agus féuch, nach bia fionnadh ar bith bán air, agus muna raibh ni is isle nó an croiceann, acht go mbia ni éigin dorcha air, ann sin druidfidh an sagart air seacht lá.

22. Agus má leathnaigheann go mór a mach ann sa chroicionn, ann sin fuáigeoraidh an sagart neamhghlan é, is loit sin.

23. Acht má fhanann an ballscóid soillseach na áit, agus gan leathnughadh dó, is neascóid loisgneach í, agus fuáigeora an sagart glan é.

24. Nó má bhionn feóil ar bith san chroicionn, ar a ttiucfa teas loisgneach, agus a nfeóil bheo bhias da loscadh, go mbia grinn bán loinnreach inte ni éigin dearg no bán.

25. Ann sin féuchfaidh an sagart air, agus féuch má athruigheann an fionnadh ann sa ghrinn soillseach bán, agus go mbia sé a fhéachain ni is doimhne nó an croicionn; is lubra í ar mbriseadh a mach as an losgadh: uime sin fuáigeoraidh an sagart neamhghlan é; a sé sin loit na lubradh.

26. Acht má fhéuchann an sagart air, agus féuch nach bia fionnadh bán ar bith ann sa ngrinn soillseach, agus nach bi ni is isle nó an croicionn eile, acht go mbia ni éigin dorcha air; ann sin druidfidh an sagart air, go ceann seacht lá.

27. Agus féuchfaidh an sagart air an seachtmhadh lá; agus má leathnaigheann go mór ann sa chroicionn, ann sin fuáigeoraidh an sagart neamhghlan é, a sé sin loit na lubra.

28. Agus má fhanann an ballscóid soillseach a náit féin, agus gan leathnughadh

sa ċroicionn, as go mbi ni éigin dorċa, is at lasta é, agus fuáigeoraiḋ an sagart glan é; óir is ainteas lasta é.

29. Má bion an loit ar ḟer nó ar mnaoi, iona gcenn nó iona bfeasóig.

30. Ansin féuċfaiḋ an sagart an loit, agus féuċ, má ta ni is ísle nó an croicionn é, 7 go mbi fionnaḋ tana buiḋe inte, ansin fuáigeoraiḋ an sagart neamhglan é: is carraiġe tinn í, eadhon lubhra ar an gcionn nó ar an bhféusóig.

31. Agus má féuċann an sagart ar an loit carraiġeach, agus féuċ, muna raibh ní is doimne ann sa ċroicionn, agus naċ bia gruag dubh ar bit inte: ansin iadaḋ an sagart ar an té ar a mbia an pláig ċarraiġe, seaċt lá.

32. Agus an seaċtmhaḋ lá féuċfaiḋ an sagart ar an loit: agus féuċ, muna leaṫnaiġiḋ an ċarraiġe, agus naċ biaiḋ gruag buiḋe ann, agus nach bia carraiġe a radarc ní is ísle nó an croicionn.

33. Bearrfuiġear é, as ni bearrfa sé an ċarraiġe: 7 druidfiḋ an sagart ar an tí é a mbi an ċarraiġe, seaċt lá eile.

34. Agus an seaċtmhaḋ lá féuċfaiḋ an sagart ar an gcarraiġe: 7 féuċ, muna leaṫnaiġiḋ an ċarraiġe ann sa ċroicionn, nó a bfaicsin ni is doimne nó an croicionn: ansin foillseoċaiḋ an sagart glan é: agus niġfiḋ a éadach agus biaiḋ glan.

35. As má leaṫnaiġeann an ċarraiġe go mór ann sa ċroicionn tar éis a ġlanta.

36. Ansin féuċfaiḋ an sagart é, agus féuċ má leaṫnaiġeann an ċarraiġe ann sa ċroicionn, ná hiarraḋ an sagart gruág buiḋe; atá sé neamhglan.

37. As má bionn an ċarraiġe re féaċain comhnaiġṫeaċ, 7 go bfásfaiḋ gruag dubh suas inte: atá an ċarraiġe slán, atá sé glan, agus fuáigeoraiḋ an sagart glan é.

38. Má bionn ar ḟior nó ar mnaoi mar an gcéadna, ballbhreac foillseaċ a gcroicionn a bfeóla, eadhon ballbhreach bán foillseaċ.

39. Ansin féuċfaiḋ an sagart, agus féuċ, má bionn an ballbhreacach a gcroicionn a bfeóla nó iona bfeóil dorċa; bánléusa teasbhaiḋ iad fásas ann sa ċroicionn; atá sé glan.

40. Agus an duine a ttuitionn a ġruag dá ċenn, bi sé maol, giodh atá sé glan.

41. Agus an té a ttuiteann a ġruag dá ċenn leiṫ ré na aġaiḋ atá sé maoileadanaċ; giodh atá sé glan.

42. Agus má bionn iona ċenn maol, nó iona maoileadan cneas bán dearg; is lubhra sin do ḟás suas iona ċionn maol, nó iona maoileadan.

43. Ansin féuċfaiḋ an sagart é; agus féuċ, má bionn at an ċreaċta bán dearg iona maoilcionn, nó iona maoileadan mar taisbenus an lubhra a gcroicionn na feóla.

44. Is fear lubhrach é, atá sé neamhglan: foillseoċaiḋ an sagart tríd amaċ neamhglan é: atá loit iona ċenn.

45. Agus an lubhar iona mbia an loit, brisfiġer a éadaċ, agus biaiḋ a ċenn nochtaiḋ, agus cuirfiḋ folaċ ar a ḟeisin uaċtaraċ, agus fuáigeoraiḋ, neamhglan, neamhglan.

46. Na huile laeṫe a mbia an loit ann, biaiḋ sé salaċ, atá sé neamhglan, comhnoċaiḋ na aonar, taobh * a muiġ don campa (biaś) áitreb. * Uibhr. 5.2. 2 Riogh. 15.5

47. An t-éadaċ mar an gcéadna iona mbia loit na lubhra, más éadaċ olla é, nó éadaċ lin,

48. Mas a ndlúṫ nó a ningeċ bias do lion, nó dolann, más a gcroicionn, nó a ni ar bit do niṫear do ċroicionn.

49. Agus go mbia an loit uáine nó dearg ann sa néadaċ, nó ann sa ċroicionn, ann sa dlúṫ nó ann sa ningeċ, nó a neiṁni do ċroicionn, is loit lubhra é, agus foillseoċtar don tsagart é.

50. Agus féuċfaiḋ an sagart ar a loit, agus druidfiḋ ar an ni, a mbia an loit seaċt lá.

51. Agus féuċfaiḋ ar an loit an seaċtmhaḋ lá: má leaṫnaiġeann an loit sa néadaċ, san dlúṫ nó sa ningeċ, nó a ccroicionn, nó a nobair ar bit do niṫear

do

do ċroicioñ, is lúbra ċrinteċ an loit; atá sé neaṁglan.

52. Loisgfiḋ sé an tédaċ sin uime sin, más dlúṫ nó iñeċ é, a nolann nó a línéadaċ nó a nḋinni do ċroicioñ iona mbia an loit: óir is lúbra crinteċ é; loisgfiġer a tteinid é.

53. Agus má ḟeuċan an sagart ⁊ an loit, agus ḟeuċ, muna leaṫnuiġidh sé aṅsa néadaċ, aṅsa dlúṫ, no aṅsa iñeċ, nó a nḋiñi don ċroiceann:

54. Aṅsin ḟuáigeoruiḋ an sagart an ni ar a bfuil an loit do niġhe, agus cuirfiḋ fá iaḋaḋ é seaċt lá eile.

55. Agus ḟeuċfuiḋ an sagart ar an loit a ndiáiġ a niġṫe: agus ḟeuċ, munar áṫruiġ an loit a daṫ, agus nar leaṫnuiġ an loit; atá sé neaṁglan, loisgfiḋ tú aṅsa teinid é, atá sé cnáideaċ tsoḃ a stiġ, más lom a stiġ nó a muiġ é.

56. Agus má ḟeuċan an sagart, agus ḟeuċ, go mbia an loit ni eigin dorċa tar éis a niġṫe, aṅsin brisfiḋ sé amaċ as a néadaċ é, nó amach as an gcroicioñ, nó as a ndlúṫ nó as a niñeċ.

57. Agus má thaisbenan sé fós aṅsa néadach, nó aṅsa dlúth nó aṅsa niñeċ, nó a nḋiñi don ċroicioñ, is loit leaṫnuiġṫe é, loisgfiḋ tú an ni sin iona mbia an loit le teinid.

58. Agus an téadaċ, más dlúth nó iñeċ, nó giodh bé ar bith ni do ċroicioñ da mbia, noċ niġfeas tú, má ḟágbaṅ an loit iad, aṅsin niġfiġer an dara huáir iad, agus (biáiḋ) glan.

59. Is é so dliġiḋ loite na lúbra a néadaċ olla, nó lin, aṅsa dlúṫ nó aṅsa niñeċ, nó a nḋiñi do ċroicnib, dá ḟuagra glan, nó dá ḟuagra neaṁglan.

## CAIB. 14.



Agus do labair an tiġerna re Maóise, dá ráḋ.

2. Budh é so dliġeaḋ an lobair, a ló a ġhlanta: do beirṫear ċum an *tsagairt é.

* Math. 8. 2. Mar. 1. 40. Luc 5. 12.

3. Agus raċuiḋ an sagart amaċ as an bforlongport: agus ḟeuċfuiḋ an sagart é, agus ḟeuċ, má bioñ loit na lúbra léiġeasta aṅsa lobar.

4. Aṅsin do beura an sagart fá deara dá éun do ġabáil beó agus glan don ti bias re a ġlanaḋ, agus coñaḋ céduir agus scárlóid agus isoip.

5. Agus aiteonuiḋ an sagart éun diob do marbaḋ a soiteċ criaiḋ ós cioñ uisce reaṫa.

6. Ar son a neóin beó glacfuiḋ é, agus an coñaḋ cedair, agus an scárlóid, agus tumfuiḋ iad agus an téun beó a bfuil a neóin do marbaḋ ós cioñ a nuisce reaṫa.

7. Agus croiṫfiḋ ar an ti bias re glanaḋ on lúbra seaċt nuáire é, agus foillseoċaiḋ é beiṫ glan, agus scáoilfiḋ amaċ an téun beó fán maċaire réiḋ.

8. Agus niġfiḋ an té bias re glanaḋ éadaċ agus bearrfuiḋ a ḟionaḋ uile de, agus niġfiḋ é féin a nuisce, ċor go mbia glan, agus na diáiġ sin tiucfa do nforlungphurt, agus fanfuiḋ a muiċ as a lóistin seaċt lá.

9. Ás is ar an seaċtmaḋ lá bearrfas a ḟionaḋ uile, dá ċeann agus dá ḟéasóig, agus do mailġiḃ a súl, eadhon bearrfuiḋ a ḟionaḋ uile de, agus niġfiḋ a édaċ, niġfiḋ fós a ḟeóil a nuisce, agus biáiḋ sé glan.

10. Agus aṅsa noċtmaḋ lá glacfuiḋ sé dá uan firionna gan cháide, agus uan bainioñ don ċéad bliadhuin gan cháide, agus trí deaċmaḋ cuid do plur min mar oifráil bíḋ, cumaiscṫe le hola, agus log ola.

11. Agus an sagart do ġlanas glan é, béaruiḋ sé an duine bias re glanaḋ agus na neiṫesin do láṫair an tiġerna, ag dorus tabernacuil an coṁċruiniġṫe.

12. Agus glacfuiḋ an sagart aon uan firioñ, agus oifrálfuiḋ é mar oifráil sháruiġṫe, agus an log ola, agus *croiṫfiḋ iad mar oifráil luáiṁniġ do láṫair an tiġerna.

*Exod. 29. 24.

13. Agus marbfuiḋ sé an tuan, aṅsa

náit a muirfiḋ a nofráil ṗeacaiḋ, agus
a nofráil loiscṫe, annsa náit naomṫa:
Leib. 7. 7. óir mar is leis an tsagart a nofráil
ṗeacaiḋ, is leis mar sin a nofráil shá-
ruiġṫe: atá sí ró naomṫa.
14. Agus glacfuiḋ an sagart
cuid dfuil ofrála an tsáruiġṫe, agus
cuirfiḋ an sagart sin ar ḃarr cluáise
deise an té bias ré ġlanaḋ, agus ar
ordóig a láime deise, agus ar ordóig
a ċoise deise.
15. Agus glacfuiḋ an sagart cuid
don log ola, agus dóirtfiḋ ar ċlár a
ḋearnoide clé féin í.
16. Agus tumfuiḋ an sagart a
ṁéur deas annsa nola atá iona láimh
ċlé, agus croiṫfiḋ a nola lé na ṁéur
seaċt nuáire as coinne an tiġearna.
17. Agus cuid eile do nola atá
iona láim, cuirfiḋ an sagart ar ḃárr
cluáise deise an té bias ré ghlanaḋ,
agus ar ordóig a láime deise, agus
ar ordóig a ċoise deise, ar fuil na
hofrála sáruiġṫe.
18. Agus fuiġeall na hola bias a
láim an tsagairt, dóirtfiḋ sé ar ċeann
an ti bhias ré ġlanadh; agus do
dhéana an sagart síoṫ ar a ṡon a
laṫair an tiġearna.
19. Agus ofráilfiḋ an sagart a
nofráil ṗeacaiḋ, agus do ḋéana síṫ ar
son an ti bias ré ġlanaḋ ó na neaṁ-
ġloine, agus na diaiġ sin muirfiḋ a
nofráil loiscṫe.
20. Agus ofráilfiḋ an sagart
ofráil loiscṫe, agus a nofráil bhiḋ
ar a naltóir; agus do ḋéana an sa-
gart síṫ ar a ṡon, agus biáiḋ glan.
21. Agus má bionn boċt, agus naċ
bfuiġe an oireaḋ sin, annsin glacfuidh
éan úan amháin mar ofráil sháruiġṫe,
ré na ċroṫaḋ, do ḋéanaṁ síṫe dó, agus
aon deaċmaḋ cuid do plúr mín ċumaisc-
ṫe le hola mar ofráil biḋ, agus log
na hola;
22. Agus dá ṫurtuire nó dá ċo-
lum ṫóga, an ni is éidir leis a fha-
ġáil; agus biáiḋ éun diob na ofráil
ṗeacaiḋ, agus an dara héan na ofráil
loiscṫe.
23. Agus do ḃéura leis an toċ-
ṁaḋ lá iad, ar son a ġlanta, ċum an
tsagairt, go dorus ṫabernacuil an
ċoimċruinniġṫe, a bfiaġnuise an tiġearna.
24. Agus glacfuiḋ an sagart úan
na hofrála sáruiġṫe, agus an log ola,
agus croiṫfiḋ an sagart iad, mar of-
ráil ċroiṫṫe as coinne an tiġearna.
25. Agus muirfiḋ sé úan na hof-
rála sáruiġṫe, agus glacfuiḋ an sa-
gart cuid dfuil na hofrála sáruiġṫe,
agus cuirfiḋ é ar ḃárr cluáise deise
an té bias ré ġlanaḋ, agus ar ordóig
a láime deise, agus ar ordóig a ċoise
deise.
26. Agus dóirtfiḋ an sagart do
nola ar ċlár a ḋearnoide clé féin.
27. Agus dóirtfiḋ an sagart lé
ná ṁéur deas cuid do nola bias iona
láim ċlé, seaċt nuáire a bfiaḋnuise an
tiġearna.
28. Agus cuirfiḋ an sagart do
nola bias iona láim uaḋa, ar ċluáis
deis an té bias ré ġlanáḋ, agus ar
ordóig a láime deise, agus ar ordóig
a ċoise deise, ar áit ola na hofrála
sáruiġṫe.
29. Agus an ċuid eile do nola bias
a láim an tsagairt, cuirfiḋ sé ar ċeann
an té bias ré ġlanaḋ, do ḋéanaṁ síoḋa
ḋó a bfiaġnuise an tiġearna.
30. Agus ofrálfuiḋ aon do na héa-
nuiḃ turtuire, nó do na colamuiḃ óga,
giḋ bé aca ghebhas an ti bhias ré a
ġlanaḋ.
31. Eaḋon an ni ḟéadfas dfaġáil,
aon ar son ofráil ṗeacaiḋ, agus an dara
héun ar son ofrála loiscṫe, maille
ris a nofráil biḋ, agus do ḋéana an
sagart síṫ ar son an té bias ré
ġlanaḋ, as coinne an tiġearna.
32. As é so dliġeaḋ an té iona mbia
loit na lúbra, ag naċ bfuil do ċumus
na láim, an ni ḃeanas ré na ġlanadh
dfaġáil.
33. Agus do labhair an tiġearna ré
Maóise, agus ré háaron, dá ráḋ.
34. A nuáir ṫiucfuiḋe go tír Chá-
anain, noch do bheirimsi dhóibh mar
ṡeilb, agus ċuirfeas mé loit na lú-
bra

bhra a ttigh da bur bfearan feilbe.

35. Agus go ttiucra an té ler leis an tigh, agus inneosa sé don tsagart, dá rád, do chithear dam-sa mar do bhiadh pláig (lubra) ann sa tig.

36. Ann sin fuáigeoraidh an sagart dóib an tig pholmughadh, sul racus an sagart a stech ann, dfechain na loite: chor nach deantaoi a mbia ann sa tig uile neimhglan: agus na dhiaigh sin racaidh an sagart a stech dfeuchain an tige.

37. Agus feuchfaidh ar an loit, agus feuch, mar a mballaibh an tige biás a loit lé striochaibh tolla, glasamla no gné deirge, noch is isle ré a feuchain nó an balla:

38. Ann sin racaidh an sagart amach as an ttig go dorus an tige, agus druidfidh suas an tigh seacht lá.

39. Agus tiucfaidh an sagart a ris an seachtmadh lá, agus feuchfaidh: agus feuch ma leathnaighean an loit a mballaibh an tige.

40. Ann sin aitheonaidh an sagart dhiob na cloca do buáin as iona mbia an loit, agus teilgfid amach a náit salaid iad taobh a muigh don chathraigh.

41. Agus do beura fá dénamh an tig do scriosadh fá gcuáirt taobh a stigh, agus doirtfid amach an luáithreadh scriosfaid siad de taobh amuigh don chathraigh a náit neimhghloin.

42. Agus glacfaid cloca eile, agus cuirfid a náit na gcloch sin iad, agus glacfaidh moirtéul eile, agus pláisdreocaidh an tig.

43. Agus ma thig an loit a ris, agus go mbrisfid amach ann sa tig tar éis na gcloch do buáin as dó, agus tar éis an tige do scriobadh, agus tar éis a dóbalta.

44. Ann sin tiucfaidh an sagart, agus feuchfaidh, agus feuch, má leathnaighean an loit ann sa tig is lubra crinteach é, ann sa tig: atá neimhglan.

45. Agus brisfid sios an tig, a chloca agus adhmad, agus moirtéul an tige uile: agus iomchórfaid amach as an gcathraigh iad chum ionaid neimhghloin.

46. Os a chionn so gidh bé ar bith racus a stech san tig, ar feadh na haimsire atá druidte suas, biáidh neimhglan go nóin.

47. Agus an té luighfeas ann sa tig, nighfidh a ṡoach: agus an té iosas ann sa tig, nighfid a ṡoach.

48. Agus má thig an sagart a stech agus feuchain é, agus feuch, muna ar leathnaigh an loit ann sa tig tar éis an tige do pláisdráil: ann sin fuáigeoraidh an sagart an tig glan, do chionn gur leigheasadh an loit.

49. Agus glacfaid sé do ghlanadh an tige dá éun, agus maide cédair, agus scárlóid agus iosoip.

50. Agus marbhfaidh éun diob a soithech criadh, ós cionn uisce reata.

51. Agus glacfaidh an maide cédair, agus an iosoip, agus an scárlóid, agus an téun beó, agus tumfaidh iad a bfuil a neóin mairbh, agus ann sa nuisce reata, agus croithfid san tig seacht nuáire é.

52. Agus glanfaid an tig lé fuil a neóin mairbh, agus leis a nuisce reata agus leis a néun beó, agus leis an maide cédair, agus leis a niosoip, agus leis a scárlóid.

53. Acht leigfid do néun beó imtheacht amach as an gcathraigh, chum an machaire réid, agus do dhéna sé sith don tig, agus biáidh glan.

54. As é so dlighedh gach uile sórt loite lubra, agus * carra, * Cab. 13.30.

55. Agus do lubra éadaigh agus tige,

56. Agus ar at agus ar ghearb agus ar ballscoid soillsigh:

57. Da theagasg a nuáir biás neimhglan, agus a nuáir biás glan: as é so dlighedh na lubra.

CAIB.

## Caib. 15.



Agus do labhair an tighearna ré Maóise agus ré Haáron, gá ráḋ

2. Labhair ré cloinn Israel, agus abair riu, a nuáir bias ċreacd ar silt an áonduine as a feóil, do bhrígh creacd a silte, atá se neamhglan.

3. Agus budh é so a neimhglóine iona ċreacd: má ritionn a feóil leis an ccreácht, nó má stadann a feóil óna ċreacd, is é a neimhglóine é.

4. Agus gach uile leaba ar a luighionn seision ar a bhfuil an tsilt, atá neimhglan: agus gach ní ar a suidhfe sé bhéidh neimhglan.

5. Agus gidh bé ar bith bheanus ré na leabhaidh, nighfidh sé a éadach agus fothruicfidh é féin a nuisce, agus biáidh neimhglan go nóin.

6. Agus gidh bé ar bith shuidhfeas ar an áit ar shuidh an té ar a bhfuil an creacd, nighfidh a éadach agus fothruicfidh é féin a nuisce, agus biáidh neimhglan go nóin.

Agus an té bheanas re feóil an té ar a bhfuil an chrecht, nighfidh a éadach, agus fothruicfidh é féin a nuisce, agus biáidh neimhglan go nóin.

8. Agus má ċaitheann an té ar a bhfuil an ċreáct, a silt ar an ti bhios glan; ansin nighfidh an té sin éadach, agus fothruicfidh é féin a nuisce, agus biáidh neimhglan go nóin.

9. Agus gidh bé ar bith dialláid iona suidhfe seision ar a mbia an ċreacd, biáidh neimhglan.

10. Agus gidh bé ar bith bheanas re háoinní dá mbia fáoi, biáidh neimhglan go nóin: agus gidh bé ar bith iomchras éinní diobh sin, nighfidh a éadach, agus fothruicfidh é féin a nuisce, agus biáidh neimhglan go nóin.

11. Agus gidh bé ar bith re mbeanfa an té ar a mbia an ċreácht, agus nar nigh a láma a nuisce, nighfidh sé a éadach, agus fothruicfidh sé é féin a nuisce, agus biáidh neimhghlan go nóin.

12. Agus an * soithe criadh ré mbeanfa an té ar a bhfuil an droch-shruth, brisfidhear é, agus nighfidhear gach uile soithe crann a nuisce. * Cap. 6. 28.

13. Agus a nuáir ghlantar an té ar a mbia an tsilt óna shilt; ansin áireomhaidh sé dó féin seacht lá chum a ghlanta, agus nighfidh a éadach, agus fothruicfidh a feóil a nuisce reatha, agus biáidh glan.

19. Agus ar a noċtmhad lá glacfaidh chuige dá éun turtuire, nó dá éarlum óga, agus tiucfa a látair an tighearna, go dorus taibearnacuil an choimhthionóil, agus do bhéara don tsagart iad.

15. Agus offrálfaidh an sagart iad, áon aca ar son offrála peacaidh, agus an dara héun ar son offrála loiscte; agus do dhéana an sagart sith ar son a silte a látháir an tighearna.

16. Agus má imthigheann a síol coimhriachtana ó dhuine, ansin nighfidh a feóil uile a nuisce, agus biáidh neimhglan go nóin.

17. Agus gach uile éadach agus gach uile croicionn ar a mbia síol an choimhriachtana, nighfidhear lé huisce é, agus biáidh neimhglan go nóin.

18. An bhean mar an gcéadna lé luighfe fear maille ré síol an choimhriachtana, fothruicfid iad a ráon a nuisce, agus béid neimhglan go nóin.

19. Agus má bhíon silt ar mhnáoi, agus gombia a silt iona feóil na fuil, cuirfidhear ar leith seacht lá: agus gidh bé ar bith bheanas ria, biáidh neimhglan go nóin.

20. Agus gach uile ní iona luighfidh si iona leithsgeul, biáidh neimhglan: gach éinní mar an gcéadna ar a suidhfidh sí, biáidh neimhglan.

21. Agus gidh bé ar bith bheanas ré na leabhaidh, nighfidh sé a éadach

agus

ar an dá ġabhar: (eadhon crann ar son
an tiġearna, agus crann ar son an
* Hazazel. * ġabhair a racus as.
9. Agus do bhéura Aáron leis
an ġabhar air ar tuit crannċuir an tiġear-
na, agus ofrálfuidh é mar ofráil
ṗeacaidh.
10. Act an gabhar air ar tuit cran-
ċair a léigṫe as, béartar beó as
coiñe an tiġearna é, do dhéanaṁ síoṫa
leis, agus léigfe dó imṫeaċt mar ġabhar
scóir fán bfásach.
11. Agus do béura Aáron bulóg
na hofrála peacaidh leis, noch [illegible] ar a
son féin, agus do dhéana sít [illegible]
agus dá tiġ, agus marḃfaid bulóg na
hofrála peacaidh atá ar a son féin.
12. Agus glacfuidh sionsa lán do
smeartóidib teineadh ó a naltóir as
coiñe an tiġearna, agus lán a ġlaice
do ṫúis deaġbholuidh, briste go mion, a-
gus do béura taob a stiġ do ńfolach
é.
13. Agus cuirfid an túis ar an
teinid a bfiadhnuise an tiġearna, chor
go bfoilleochuidh néull na túise an suidhe
trócaire, atá ar an bfiaḋnuise, go nach
bfaġaidh bás.
14. Agus glacfuidh dfuil na bu-
*Eabhr. 9. 13. & 10. 4. Caib. 4. 6. lóige, agus * croitfid sé lé na ṁéur
ar an tsuidhe ṫrócaire i leaṫ soir: agus
ar aġaidh an tsuidhe ṫrócaire croitfidh
do ńfuil seaċt nuáire, lé na ṁéur.
15. Ansin marḃfid gabhar na hof-
rála peacaidh bias ar son an ṗobail, a-
gus do béura a ḟuil taob a steaċ do
ńfolach, agus do dhéana mur an bfuil sin
mar do riñe sé ré fuil na bulóige, a-
gus croitfid í ar an suidhe trócaire,
agus ar aġaidh an tsuidhe ṫrócaire.
16. Agus do dhéanuidh síoṫ ar son
an ionaid naomṫa, do bríġ neaṁġloine
ċloiñe Israel, agus do ċion a sáruiġ-
ṫe iona nuile ṗeacaduib: agus do dhéana
mar sin ar son ṫabearnacuil an chom-
ċruiñiġṫe, noch ċomnuiġeas na measc, a
meaḋón a neaṁġloine.
*Léc. 1. 10. 17. * Agus ni bia dhuine a tta-
bearnacuil an ċomċruiñiġṫe, a nuáir
racus sé a steaċ do dhéanaṁ na síoḋa
ansa náit naomṫa, nó go ttí amach,
agus go ndearna sít ar a son féin,
agus ar son a ṫiġe, agus ar son
ċomċruiñiġṫe Israel uile.
18. Agus racaidh amaċ cum na
haltóra atá as coiñe an tiġearna, a-
gus do dhéana sít ar a son; agus glac-
fuidh dfuil na bulóige, agus dfuil an
ġabhair, agus cuirfid ar beannuib na hal-
tóra fá gcuáirt í.
19. Agus croitfid do nfuil uirre
lé na ṁéur seaċt nuáire, agus glanfuidh
í, agus naomṫochuidh í ó neaṁġloine ċloiñe
Israel.
20. Agus a nuáir ċuirfeas críoch
ar dhéanaṁ síṫe do náit naomṫa, agus
do ṫabearnacul an comċruiñiġṫe, agus
do naltóir do béura an gabhar beó
leis.
21. Agus leagfuidh Aáron a dá láiṁ
ar ċionn an ġabhair beó, agus aideóṁuidh
ós a ċionn olc ċloiñe Israel uile, agus
a sáruiġṫe iona bpeacaduib uile, dá
gcur ar ċionn an ġabhair, agus cuirfid
ar siubal é lé láiṁ duine iomċubaidh
fán bfásaċ.
22. Agus iomċoruidh an gabhar air
féin a neigceart uile, go fearann gan
áitreab: agus léigfid an gabhar uadha
san bfásaċ.
23. Agus tiucfaidh Aáron a tta-
bearnacul an ċomċruiñiġṫe, agus cuir-
fid sé na héaduiġe lín de, noch do ċuir
air, a nuáir do ċuáidh do náit naomṫa,
agus fágfid ansin iad.
24. Agus niġfid a ḟeoil lé huisce
an sa náit naomṫa, agus cuirfid éadaċ
air, agus racfuidh amaċ agus ofrálfuidh
iodhbuirt loisgṫe, agus ofráil loisgṫe
an ṗobail, agus do dhéana síoṫ dó féin,
agus don ṗobal.
25. Agus loisgfid sé meadhṫas na
hofrála peacaidh ar a naltóir.
26. Agus an té do léig an gabhar
uadha, mar ġabhar scóir, niġfid sé a éadaċ,
agus fothruicfid sé a ḟeóil a nuisce,
agus na dhiáiġ sin tiucfa sé don ċam-
pa.
27. Agus an bulóg ar son na hofrá-
la peacaidh, 7 an gabhar ar son na hofrála
peacaidh,

pheaċaiḋ, a ttugaḋ a bfuil a ſteaċ do ḋénam síoḋa aḃſa náit naomṫa, béuraiḋ óglach amaċ * as an ccampa (iad) agus loiscfiḋ aḃſa teiniḋ a gcroicne, agus a bfeóil, agus a nocraċ.

* Caib. 6. 30. Eabhr. 13. 11.

28. Agus an té loiscfeas iad, nighfiḋ a ṡoach, agus fothraicfiḋ a ḟeóil a nuisce, agus na ḋiáiġ sin tiucfa don foslungport.

29. Agus biáiḋ so na statuiḋ go bráth agaiḃ: bur nanmanna do ċráḋh ar an seaċtmhadh mí, ar an deachmhadh lá don mhí, agus ni ḋhéantaoi obair ar ḃiṫċor, más do ḃur ttír féin é, nó coimhthiġeaċ ċomhnuiġeas bur measg.

30. Oir is ar an lá sin do ḋéna (an sagart) sít ar bur son, dá bur nglanaḋ lé mbeiṫi glan a bḟiaġnuise an tiġearna ón bpeacaiḃ uile.

31. (Biáiḋ sé) na sábóid suaimhneasa agaiḃ, agus cráidfiḋe bur nanmanna, lé statuiḋ go bráṫ.

32. Agus an sagart ungfas, agus ċoisreógas sé ċum miniostralacht a noifig an tsagairt a náit aṫar, is é do ḋénas an sít, agus cuirfiḋ an tédaċ lín air, an culaiḋ naomṫa.

33. Agus do ḋéna sít don tsanctóir naomṫa, agus do ḋéna sít do ṫabernacuil an ċomċruinniġṫe, agus don naltóir: agus do ḋhéna sith ar son na sagart, agus ar son ṗobuil an ċomṫionóil uile.

34. Agus biáidh so na statuiḋ síorruiḋe agaiḃ, do ḋénam síoḋa do ċloinn Israel, ar son a bpeacaiḃ uile, uáir san mbliaḋain: agus do rinne sé mar do aithin an tighearna do Mhaóise.

* Exod. 30. 10. Eabhr. 9: 7.

## Caib. 17.


gus do labair an tiġearna ré Maóise, dá ráḋ.

2. Labair ré Háaron, agus ré na chloinn, agus ré cloinn Israel uile, agus abair riú, is é so an ni do aitin an tighearna, dá ráḋ.

3. Giḋ bé ar biṫ duine bias do tiġ Israel, marḃfas dam, no uan, nó gabar, aḃſa ċampa, nó marḃfas tiob a muich don ċampa.

4. Agus nach dtiubhra go dorus ṫabernacuil an chomhchruinniġṫe é, do ofráil ioḋbarṫa don tiġearna ar coinne ṫabernacuil an tiġearna; cuirfiġear fuil a leiṫ an ḟirsin, do ḋóirt sé fuil: agus gearrfiġear an duine sin amaċ ó measg a ḋaoine.

5. Ar ċor go ttiubraidís clann Israel a niodhbarta, noċ ofráilfiḋ ar an macaire a muiġ, don tiġearna go dorus ṫabernacuil an ċomċruinnighṫe chum an tsagairt, agus go nofráilfiḋ mar ofrálaiḃh síoṫa don tiġearna iad.

6. Agus croitfiḋ an sagart a nfuil ar altóir an tiġearna, ag dorus ṫabernacuil an chomhchruinniġṫe; agus loiscfiḋ an mhéaṫas mar balaḋ * deaġhbolaiḋ don tiġearna.

* Exod. 29. 18. Caib. 4. 31.

7. Agus ni ofráilfiḋ níos mó a nioḋbarta do ḋhiablaiḃ, a ndiáiġ ar imtiġeadar lé strípacus: biáiḋ so na statuiḋ aca do bráṫ ar feadh a ngeinealaċ.

8. Agus déara tusa riú, giḋh bé ar biṫ duine do tiġ Israel, nó do na coimiġtiḃ bios ar cuáirt eatorra, ofráilfeas ofráil loiscṫe, nó ioḋbairt,

9. Agus naċ dtiubra go dorus ṫabernacuil an ċomċruinniġṫe é, dá ofráil don tiġearna, gearrfiġear ceadna an té sin amaċ as lár a muintire.

10. Agus giḋ bé ar biṫ duine bias do ṫiġ Israel, nó do na ċoimiġtibh bios ar cuáirt bur measg, iṫeas sinġné fola; cuirfiḋ misi umorro maġaiḋ a naġaiḋ a nanma sin iṫeas fuil, agus gearrfa mé amaċ ó na ḋaoinib é.

11. Oir is aḃſa bfuil atá anam na feóla, agus tug misi dhaoiḃsi i ar a naltóir, do ḋénam síoḋa dá bur nanmannaiḃ: óir a si a nfuil do ni sít ar son a nanma.

12. Uime sin a dubhairt mé le cloinn Israel, ni iosaidh énduine agaibh fuil, ní mó iosas an coimightheach dá bhur gcoimighthibh fuil do chomhnuigheas bhur measc.

13. Agus gidh bé ar bith duine bias do chloinn Israel, nó do na coimightheachaibh chomhnuigheas bhur measc, do ni fiadhach agus beireas ar bheathach nó ar én is éidir ithe, dóirtfidh amach a fhuil sin, agus foileochaidh lé luaithreadh í.

14. Oir is í beatha gach uile feóla í, is ar son a beatha bhíos a fuil: is uime sin a dubhairt mé ré cloinn Israel, * ni iosthaoi fuil feóla ar bith: óir is í a fuil anam gach uile feóla: gidh bé ar bith iosas í, gearrfuighear amach é. • Gein. 9. 4.

15. Agus gach uile anam iosas a nfeóil fuair bás (uaithe féin) nó do marbhadh (lé beathadhachaibh) más duine dot thír féin é, nó coimightheach, nighfidh a éadach, agus fothruigfidh (é féin) a nuisce, agus biaidh neimhghlan go nóin: annsin biaidh sé glan.

16. Acht muna nighfidh sé (iad), nó corp do fothrugadh, annsin iomchóruidh sé a choir.

# Caib. 18.



Agus do labhair an tighearna ré Maoise, dá rádh.

2. Labhair ré cloinn Israel, agus abair riú, is misi an tighearna bhur nDia.

3. Ni dhéantaoi do réir gníomhartha chriche na hÉgipte, mar ar áitigheabhair: agus do réir oibreach tíre Canaain, iona bfuilim dá bhur ttabhairt, ni dhéantaoisi: ni mó imeochtaoi lé na nórduighthibh.

4. Do dhéantaoi mó bhreitheamhnuisi, agus coiméadfaidhe mó órduighthe, ag siubhal ionnta: is misi an tighearna bhur nDia.

5. * Coiméadfaidhe ar a nadhbharsin mo statuidigh, agus mo bhreitheamhnuis: noch má ní duine, mairfidh sé ionnta: misi an tighearna. • Ezech. 20. 11. Rómh. 10. 5. Gal. 3. 12.

6. Ni tiucfa éanduine agaibh a ngar dóin dá mbia a ngaol fogus dóibh: chum a ttarnocht dfoillsiughadh: misi an tighearna.

7. Tarnocht hathar, nó tarnocht do mathar, ni léigfe tú leis: is í do mhathair í, ni léigfe tú a tarnocht leis.

8. * Ni léigfe tú tarnocht mná hathar leis: is í sin tarnocht hathar. • Caib. 20. 11.

9. Tarnocht do dheirbhsheathrach, ingen hathar, nó ingen do mathar, más annsa tigh béarthar í, nó a muigh, ni léigfe tusa éana a ttarnocht ris.

10. Tarnocht ingine do mhic, nó ingine hingine, a ttarnocht sin umurro ni léigfe tú ris, óir is í do tharnochtsa a ttarnochtsan.

11. Tarnocht ingine mhná hathar, do gineadh ód athair, (is í do dheirbhshiur í) ni léigfe tú leis a tarnocht.

12. Ni léigfe tú tarnocht deirbhsheathrach hathar ris, is í bean fogus gaoil hathar í. • Caib. 20. 19.

13. * Ni léigfe tú náire deirbhsheathrach do mathar leis; óir is í bean fogus gaoil do mathar í.

14. * Ni léigfe tú tarnocht dearbhrathar hathar leis, ni racha tú a ngar a mná: óir is í bean dearbhrathar hathar í. • Caib. 20. 20.

15. * Ni léigfe tú tarnocht do bhain chleamhna leis, is í bean do mic í; ni léigfe tú a tarnocht leis. • Caib. 20. 12.

16. * Ni léigfe tú tarnocht mhná do dhearbhrathar leis, is í sin tarnocht do dhearbhrathar. • Caib. 20. 21.

17. Ni léigfe tú tarnocht mná agus a hingine leis, agus ni tiubhra tú ingen a mic, nó ingen a hingine, chum a ttarnocht dfoillsiughadh: óir is iad a mná foigse gaoil sin iad, is coir é.

18. Ni mó bheurus tú bean a gcionn

a

a deirbhſeathar, dá buáireadh, chum a táirrnoſ droilſiughadh, taobh a muigh
don mnaoi eile, ar feadh a beatha.

* Caib. 20. 18. 19. * Mar an gcedna ni racha tú a ngar mná do choimriachtain ria, an fead
biaſ ar na cur ar leit ar ſon a neamhglaine.

20. Tuilleadh eile, ni leigfe tú go collaidhe lé mnaoi do chomarſan, dot
thruáilleadh féin lé.

21. Agus ni léigfe tú dáonduine
* Caib. 20. 2. 2Riogh. 23. 10. dot ſhlioċt * dul tria (an teinidh) go
Molech, ni mó dhiſbeagfas tú ainm
do Dhé: miſi an tighearna.

22. Ni luighfe tu le cinéul fearda,
mar an gcinéul mbanda: iſ gráineamhlas é.

* Caib. 20. 15. 23. * Ni mó luighfeaſ tú le beathadhaċ ar bit, dot thruáilleadh féin leó:
ni mó ſanfas bean ag beathaċ ar bit do luighe lé; iſ damnadh é.

24. Ná truáillidh ſibh féin a neithibh do na neitibhſi, óir iſ ionta ſo uile
do thruáilleadh na daoine do theilg mé amaċ romhaibh.

25. Agus atá an talamh truáillidhte: uime ſin agraimſi a choir féin air,
agus atá an talamh féin a ſceith a dhúthchuſaibh de.

26. Coiméoltaoi ar a nadhbharſin mo ſtatuidigh, agus mó bhreitheamhnuiſ, agus
ni dhéantaoi éinni do na neithibh gráineamhlaſa; ceaċtar aca duine dá bur
ttir féin, nó an coimidheaċ chomhnuigheas bur measc.

27. (Oir do rinneadar muintir na tíre an gráineamhlasſa uile, noch do
bhí romhaibhſi, agus atá an talamh truáillighte.)

28. Cor nach ſceithfidh an talamh ſibhſi amach mar an gcedna, a
nuair thruaillfidh ſibh é, mar do ſceit na cineadhaċa do bhí romhaibh ann.

29. Oir gidh bé ar bith duine dhéanas éinni do nadhuathmhuireaſaibh, gidheadh
na hanmanna féin do ni iad, gearrfuighear amaċ ó na muintir iad.

30. Ar a nadhbharſin coiméadfaidhe mohordugheaſe, cor nach ndéantaoi
éinni do na gnáthuightibh gráineamhlaſa,

do rinneadh romhaibh, agus naċ dtruáillidhi ſibh féin ionta: miſi an tighearna bur
Ndia.

---

C A I B. 19.

AGus do labhair an tighearna ré
Maóiſe. dá rádh.

2. Labhair ré coimhthionól ċloinne Iſrael uile, agus abair riú, * beithi naomhtha:
* Caib. 11. 44. & 20. 7. 1 Phead. 1. 16. óir (atáimſe) an tighearna bhur Ndia naomhtha.

3. Biaidh eagla bur maithreaċ agus bur naithreaċ agaibh (ar gaċ aon fá leith)
agus coiméadaidh mó ſábóid; miſi an tighearna bur Ndia.

4. Ná hiompoighidh lé hiodhaltaibh, agus ná déanaidh Dée leaghtha dóibh:
miſi an tighearna bur Ndia.

5. Agus ma thairgthi iodhbhairt
dofrail ſhiodha don tighearna bhur Ndia; offráilfidh i ar bhur ttoil
féin.

6. Ioſtar i an lá ſin féin offráilfighear i, agus ar na márach: agus
má mhaireann fuighioll go tti an treas lá, loiſgfighear anſa teinidh
é.

7. Agus má hithtear ar chor ar bith an treas lá é, iſ gráineamhuil é; ni
ghéubthar é mar iodhbhairt.

8. Ar a nadhbharſin gach éindhuine da niosaidh é, biaidh a pheacadh
dhó, ar a nádbhar gur thruáillidh ſé ni naomhtha an tighearna; agus gearrfaighear
an tanam ſin amaċ aſ lár a muintire.

9. Agus a nuair * bearfaidhe fóghmhar bhur bhfearainn, ni bheanfaidhe
* Caib. 23. 22. coirnéil bur maċaire go hiomlán, ni mó chruinneochus tú dioghluim
thfóghmhair.

 10. Agus

10. Agus ní dioglumfaidh tú th' fhíneamhain, ní mó chruinneochus tú gach luachair dot fhíneamhain; fágfe tú ag na bochtaibh iad, agus ag an gcoimhighthheach: misi an tighearna bhur Ndia.

11. Ní ghadfuidhe; agus ní dhéntaoi ní neimfhírinneach, ní mó do dhéntaoi bréag ré ceile.

* Exod 20.7. Deut. 5.11. Math. 5.34. Séum. 5.12.
12. * Agus ní tiubhartaoi mionnuighthe a mbréig: ní mó thruáilleochus tú ainm do Dhé: misi an tighearna.

* Deut. 24: 14. Tob. 4.14.
13. * Ní meallfa tú do chomharsa, ní mó sladfas tú é: ní choimeocha tú agad tuarasdal an té shoisteochthair, ar feadh na hoidhche go maidin.

* Deut. 27. 18.
14. Ní mhailleochuidh tú an bodhar, agus ní chuirfe tú * ceaptuisliodh roimhe an ndall, acht biáidh eagla do Dhé ort: misi an tighearna.

* Exod. 23.3. Deut. 1.17. & 16.19. Seanr. 24.23. Séum. 2.9.
15. Ní dhéntaoi éccceart a mbreitheamhnas; ní * measfaidh tú pearsa an bhoicht, agus ní onóireochaidh tú pearsa an chumhachtaigh: a bhfírinneantas do dhéna tú breitheamhnus ar do chomharsain.

16. Ní imeochuidh tú sios agus suas amhuil scéaluighe a measg do dhaoine; ní mó sheassfas tú a naghaidh fola do chomharsan: misi an tighearna.

* 1. Eóin. 2.11. Math. 18.15. Ecclus 19.13.
17. Ní fhúathocha tú do dhearbhráthair ann do chroidhe: acht iomaitbheora tú ar gach uile chor do chomharsa, agus ní fhuileongtha tú peacadh do bheith air.

18. Ní dhéna tú dioghaltas, ní bhia mioscuis ar bith agad re cloinn do dhaoine féin, acht * gráidheocha tú do chomharsa mar thú féin: misi an tighearna.
* Math. 5.43. & 22.39. Rómh. 13.9. Gal. 5.14. Séum. 2.8.

19. Coimhédfuidhe mo statuidigh: ní léicfidhe dá bhur náirnéis gineamhuin ré cineul éagsamhuil: ní chuirfe tú treabhan lé síol cumaisce: agus ní mó chuirfeas tú éadach cumaisce do líon agus doluinn iomadh.

20. Agus gidh bé ar bith luighes go collaidhe lé mnaoi dhaoir, cunnartha ag fear, agus nar fuasgladh í, agus nach bhfuáir saoirse; sciúrsfuighear í: ní chuirfighear chum báis iad, do chionn nach raibh sí saor.

21. Agus do bhéura seision a offráil shárruighthe cum an tighearna, go doras tabernacuil an chomhchruinnighthe, reithe mar offráil shárruighthe.

22. Agus do dhéna an sagart síth ar a son lé reithe na hoffrála sárruighthe a láthair an tighearna, ar son an pheacaidh do rinne sé: agus maithfighear dó an peacadh do rinne sé.

23. Agus a nuáir thiucfuidhe don tír, agus chuirfidhe gach uile shórt chrann chum bídh; ann sin measfuidhe a thoradh neimthimcillghearrtha: trí bliadhna biaidh neimthimcillghearrtha agaibh: ní iosthaoi de.

24. Acht ansa cheathramhadh bliadhain biáidh a thoradh uile naomhtha, do mholadh an tighearna (leó.)

25. Agus iosthaoi an toradh an chúigeadh bliadhan, chor go ttuga sé bisech dhaoibh: misi an tighearna bhur Ndia.

26. Ní iosthaoi (ní ar bith) maille ris an bhfuil, ní mó gnáitheochtaoi geasadóireacht, ní chuirfidhe bean an aimsearaibh (áirighe.)

27. * Ní bhearrfuidhe mulluighe bhur gcenn, agus ní mó millfeas tú coimhéul th' fhéasóige. * Caib. 21.5.

28. Ní dhéntaoi * gearradh ar bith ion bhur bfeóil ar son na marbh, nó comharta ar bith do chlóghughadh ionnaibh: misi an tighearna. * Deut. 14. 1.

29. Ní offráilfe tú hingion, dá tabhairt uime beith na striapaigh, deagla go ttuitfeadh an dúthaidh a striapachas, agus go tiucfadh chum beith lán dulc.

30. Coimhédfuidhe mó shábóidigh, agus onóirfuidhe mo shanctóir: misi an tighearna.

31. Ná bíodh suim agaibh ansa dhruing

ḋuine ga mbiḋ spioraid muinntearda, agus ná hiarruiḋ lucd fáistine da bhar ndhéanamh truáillighleo: misi an tighearna bur Ndia.

32. Eireochuidh tú suas roimhe an cceann liath, agus onóruigh tú aghaidh an tseanóra, agus biaidh eagla agad roimhe Dhia; misi an tighearna.

*Exod.22.21. 33. * Agus má coimhnighean duine ḃnduáire agaibh ann bhar dúthaidh, ní ḃoirteochthaoi é.

*Exod.23.21. 34. * Ar an coimhdheach coimhnigheas o bur bfeacht, biaidh amhuil duine ḃéantar bur measc, agus gráidheochaidh sibh é mar sibh féin; óir do bhádhbhar féin bhur ccoimhightibh a gcrich na hÉgipte; misi an tighearna bur Ndia.

35. Ní ḋéantaoi ḃceart a mbreitheamhnus, a ttomhas slaite, a gcomthrom, nó a miosúireas.

*Seanr.11.1. & 16.11.& 20.10. 36. * Scáluidhe comthroma, comthruim comthroma, ephah comthrom, hean comthrom, biaidh agaibh: misi an tighearna bur Ndia tug a mach as crích na hÉgipte sibh.

37. Ar a nádhbharsin coimhdeochthaoi mo statuidigh uile, agus mo ḃreitheamhnuis uile, agus do ḃéantaoi iad: misi an tighearna.



CAIB. 20.



Caib.18.21. Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rad.

2. Abair tú a ris re cloinn Israel, giodh bé ar bith do ċloinn Israel, nó do ċoimhdheachaibh coimhnigheas a nIsrael, ḃeirius ḃinn dá siol do Mhólech; go deimhin báiseochthar é; clochfaidh muinntir na tíre le clochaibh é.

3. Agus suidheochaidh misi maghaidh a naghaidh an duine sin, agus gearrfad a mach é as lár a dhaóine, do ċionn go ttug sé dá siol do Mhólech, do thruáilleadh mo sanctóra, agus do ṫarcuisniughadh manma náomhtha.

4. Agus má ċeilid daóine ná tíre ar mhodh ar bith a súile ón duine sin, a nuáir do beir dá siol do Mhólech, agus gan a marbhadh.

5. Ann sin suidheochaidh misi maghaidh a naghaidh an duine sin, agus a naghaidh a muinntire, agus gearrfa mé a mach é as lár a dhaóine, agus an méid leanfus a sstriapachus é, do ḋénamh striapachuis le Mólech.

6. Agus an tanam iomthochus leis an druing ga mbiodh leanáin sighe, agus a ndiáigh lus fáistine, do ḋul do striapachus na ndiáigh, cuirfe mé cheana maghaidh a naghaidh a nanma, agus gearrfa mé as lár a muinntire iad.

7. * Náomhuidh sibh féin ar a nadhbharsin: agus bithi náomhtha: óir misi an tighearna bur Ndia. *Caib.11.44. & 19.21. 1Peadh.1.16.

8. Agus coimhdeochthaoi mo statuidigh, agus do ḋéantaoi iad: misi an tighearna naomhas sibh.

9. * Oir gach uile duine malluigheas athair nó a mathair báiseochthar é go deimhin: do mhalluigh sé athair nó a mathair (biaidh) a fhuil air féin. *Exod.21.17. Seanr.20.20 Math.15,4.

10. Agus an té ḋénas adhaltranas re mnaói duine eile, do ḋénas adhaltranus re mnaoi a ċomharsan, cuirfidhear go deimhin an tadhaltranach fir agus mná cum báis. *Deut.22.22 Coin. 8. 5.

11. * Agus an duine luigheas le mnaoi a athar do léig tárnochd a athar leis, báiseochthar iad a raon; biaidh a bfuil orra féin. *Caib.18.8.

12. Agus má luighionn duine le mnaoi a mhic, cuirfidhear iad a raon go deimhin ċum báis; do oibrigheadar buáidirt; biaidh a bfuil orra féin.

14. * Má luigheann fear mar an gcéona le fear eile, mar luighios le mnaoi *Caib.18.22.

mnaoi

mnaoi, do rinneadar a ráon gráineamhlas: báiseoċtar go dearbhṫa iad; biaiḋ a bfuil orra féin,

14. Agus má beir fear bean agus a maṫair, is peacaḋ (gráineamhuil) sin, loisceṫiġear a tteiniḋ iad a ráon, eision agus iadsan: ionnus naċ biaiḋ peacaḋ bur measg.

* Caib.18,23. 15. * Agus má luiġionn fear lé beaṫaċ, báiseoċtar eision go deimhin, agus marḃṫiġear an beaṫaċ.

16. Agus má ṫig bean a ngar beaṫuiġ agus luiḋe sios dó, marḃṫa tú an bean agus an beaṫac: cuirfiġe go deimhin ċum báis iad; biaiḋ a bfuil orra féin.

17. Agus má beir duine a deirbhsiur, inġean a aṫar, nó inġean a maṫar, agus go bfaicfe a tárnoċd, agus go bfaicfe sisi a ṫárnoċtsan, is droċ ni sin, agus gearrfuiġear a maċ iad a radharc a muintire: do léig sé tárnoċt a deirbhseaṫrach leis, iomċoruiḋ sé a ċoir.

* Caib.18.19. 18. * Agus má luiġionn fear lé mnaoi a mbia a tinneas uirre, agus go léicfiḋ a tárrnoċd leis; do ṫaisbean sé a tobar, agus do léig sisi tobar a fola leis: agus gearrfuiġear iad araon a maċ ó beiṫ a measc a muintire.

19. Agus ni léigfe tú tárnoċt deirbhseaṫar do ṁaṫar leis, nó deirbhseaṫar haṫar: óir leigiḋ a ġaol fogus leis; iomċoruid siad a ccoir féin.

20. Agus má luiġionn fear lé mnaoi dearbhraṫar a aṫar, do léig sé tárnoċt dearbhraṫar aṫar leis: biaiḋ a bpeacaḋ orra, do ġeabaid bás gan ċloinn.

21. Agus má beir duine bean a dearbhráṫar, is ni neamhġlan sin: do léig sé ris tárrnoċt a dearbhráṫar, béid gan ċloinn.

* Caib.18. 26. 22. Uime sin coimhdeoċtaoi mo * sta-
* Caib.18.25. tuidiġ uile, agus mo breiṫeamhnuis uile, agus déanaiḋ iad: ionnus naċ * sceiṫfeaḋ an fearann iona bfuilim dá bur ttabhairt do ċomhnuiġe, sib.

23. Agus ni siubholtuiġe a mbéasuib an ċiniḋ, noċ ṫeilgimsi amach romhuibh: óir do rinneadar na neiṫhesi uile, agus

* Des.9.5. ar a * nádhbharsin do fhuaithigh misi iad.

24. Achd a dubhairt mé ribhsi, ġeabhṫaoi oiġreaċd a nduṫaiġe, agus do bhéara misi dib é, dá sealbhuġaḋ, fearann lionas do ṁil agus do baine: misi an tiġearna bur Ndia, noċ do dealuiġ sib ré daoinib oile,

* Caib.11.
Deut: 14. 25. * Ar a nádbharsin cuirfiġe idir-
bir idir ainmhiḋib ġlana agus neamhġlana, agus edir ealtaiṫ neamhġlan agus glan, agus ni déantaoi bur nanmanna aḋuaṫmar lé beaṫaċ, nó lé héanuib, no lé ni ar biṫ béo snámhas ar an talumh, noċ do scar misi rib mar neamhġloine.

26. Agus beiṫi náomṫa damhsa:
* Caib.11.
& 19.2.
1 Phead.1. * óir misi an tiġearna (a táim) náomṫa, agus do dealuigh mé sibhsi ó dhaoinibh eile, ionnus go mbéithi agum féin.

* Deut. 18.
11. 1 Sam.
28. 7. 27. * Mar an gcéadna fear nó bean agambia sprioraḋ taṫuiġṫeaċ, nó bias na fáistinech, cuirfiġear go deimhin ċum báis iad; gcléiriḋ do ċloċuib orra, biaidh a bfuil orra féin.

CAIB. 21.



gus do labhair an tiġearna re Maóise, labhair ris na sagartuib clann Aaron, agus abair riu: ni bia éinduine ar na ṫruáilleadh ar son na marb a measc an ṗobail.

2. Achd ar son a ġaoil, bias fogus dó, ar son a ṁaṫar, agus ar son a aṫar, agus ar son a ṁic, agus ar son a inġine, agus ar son a deirbhraṫar.

3. Agus ar son a deirbhseaṫraċ atá na maiġdin, a bhfogus dó, ag naċ raibh fear ar bith: ar a son sin, as éidir leis bheith ar na ṫruáilleaḋ.

4. cht

4. Ach ni thruaillfidh é féin, ar mbeith
na dhuine onórach a measc a dhaoine, dá dhé-
namh féin mi o thaithnemhach.

*Caib.19.27. 5. * Ni dhénaid maóile na gcennaibh,
ni bhearrfaid taobh a bféasóg, ni mó dhénaid
gerradh ar bith na bfeóil.

6. Béid siad náomhtha chum a Ndé,
agus ni thaircisneochaid siad ainm a
Ndée: óir offrála an tighearna dhénta
le teinidh, agus arán a Ndé offrálaid si-
ad: uime sin béid náomhtha.

7. Agus ni thiubhraid bean bhias na
striapaidh, nó thruaillighthe; ni mó bhéraid
bean chuirfidhear ó na fear: óir atá sé ná-
omhtha dá Dhia.

8. Naómhthochaidh tú é ar a nadhbhar
sin, óir offrálaidh sé arán do Dhé, biaidh
sé náomhtha dhuit: óir misi an tigear-
na, noch náomhthas tusa, (a táim) ná-
omhtha.

9. Agus ma thruaillighenn inghean sagar-
tach i féin le striapachus, thruaill-
fidh si a hathair: loiscfidhear le tei-
nidh i.

10. Agus an té bhias na ardsa-
gart a measc a dhearbhráithreach, agus ar dhóir-
tead a nola ungtha ar a cheann, agus do
coisrecadh do chur na néidighe air, ni noch-
tfaidhe a cheann, agus ni bhrisfidhe a éadach.

11. Ni mó rachus a stech go hén-
corp marbh, nó sailleochus é féin ar son
athar nó a mathar.

12. Ni mó rachus a mach as an sanc-
tóir, nó thruaillfeas sanctóir a Dhé;
óir atá coróin ola náomhtha a Dhé air:
misi an tighearna.

13. Agus do bhéura sé bean iona
maighdionas.

14. Baintreabhach, nó bean dhealaigh-
the, nó bean thruaillighthe, nó méir-
drech, ni thiubhra sé iad sin: acht do
bhéura sé maighdion da dhaoinibh féin, na
mnaoi.

15. Ni mó thruaillfeas a shíol a measc
a dhaoine: óir misi an tighearna náomh-
thas é.

16. Agus do labhair an tighearna re
Maóisi, dá rádh.

17. Labhair re Haaron, ga rádh, gi-
dh bé ar bith bhias dot shíol iona ngeine-
lachaibh, ar a mbia ainimh ar bith, ná ti-
geadh a gcomfogus dofráil aráin a
Dhé:

18. Oir gidh bé ar bith duine ar a
mbia ainimh, ni thiucfa sé a ngar di:
dall, nó bacach, nó an té gá a mbia
srón leacta aistech, no eini *iomar-
cach, *Caib.22.23

19. Nó duine aga mbi a chos bris-
te, nó a lámh briste.

20. Nó cruitin nó abac, nó air a bfuil,
ainimh ar a shúil, nó bias clamh nó gear-
bach, nó an té gá mbrisfighear a
chloca.

21. Ni thiucfa éndhuine do shíol Aá-
ron an sagart, ar a mbia ainimh, a
ngoire dhiobhbhairt offrála an tighearna
dhénta le teinidh: atá sé ainimhech,
ni thiucfa sé a bfogus dofráil aráin
a Dhé.

22. Iosaidh sé arán a Dhé, a ráon
don ro náomhtha, agus náomhtha.

23. A mháin ni rachaidh taob a stech
do nfolach, nó a bfogus do naltóir,
do chionn go bfuil ainimh air; ionnus nach
truaillfidh mo sanctóir: óir misi an
tighearna do náomhaidh mé iad.

24. Agus do innis Maóisi sin do
Aáron, agus dá macaibh, agus do
chloinn Israel uile.

## Caib. 22.


Agus do labhair an tighearna re
Maóisi, dá rádh.

2. Labhair re Haaron, agus
re na macaibh, iad féin do
sechna ar neithibh náomhtha chloinne Israel,
agus gan mainm náomhthasa do thruail-
leadh, ann sna neithibh náomhthochaid
dhamh: misi an tighearna.

3. Abair riu, giodh bé ar bit dá
bhur síol uile a measc bhur sgeinealach,
rachus

mnaoi, do rinnedar a raon gráineamhlas: báiseochthar go dearbhtha iad; biaidh a bfuil orrtha féin,

14. Agus má beir fear bean agus a máthair, is peacadh (gráineamhuil) sin, loiscfidhear a tteinidh iad a raon, eision agus iadsan: ionnus nach biaidh peacadh bhur measg.

* Caib. 18. 23. 15. * Agus má luighionn fear lé beathach, báiseochthar eision go deimhin, agus muirbhfidhear an beathach.

16. Agus má thig bean a ngar beathuigh agus luidhe sios dó, muirfe tú an bhean agus an beathach: cuirfidhe go deimhin chum báis iad; biaidh a bfuil orrtha féin.

17. Agus má beir duine a dheirbhṡiur, inghean a athar, nó inghean a mathar, agus go bfaicfe a tárrnocht, agus go bfaicfe sise a thárrnochtsan, is droch ní sin, agus gearrfuighear a mach iad a radharc a muintire: do léig sé tárrnocht a dheirbhsheathrach leis, iomchóruidh sé a choir.

* Caib. 18. 19. 18. * Agus má luighinn fear lé mnaoi a mbia a tinneas uirre, agus go léicfidh a tárrnocht leis; do thaisbean sé a tobar, agus do léig sise tobar a fola leis: agus gearrfuighear iad araon a mach ó beith a measc a muintire.

19. Agus ni léigfe tú tárrnocht deirbhsheathar do mhathar leis, nó deirbhsheathar hathar: óir leigidh a ghaol fogus leis; iomchóruid siad a ccoir féin.

20. Agus má luighionn fear lé mnaoi dearbhrathar a athar, do léig sé tárrnocht dearbhrathar athar leis: biaidh a bpeacadh orrtha, do gheabhaid bás gan chloinn.

21. Agus má beir duine bean a dearbhráthar, is ni neamhghlan sin: do léig sé ris tárrnocht a dearbhráthar, béid gan chloinn.

*Caib. 18. 26. 22. Uime sin coimhdeochthaoi mo * statuidigh uile, agus mo bhreitheamhnuis uile,
* Caib. 18. 25. agus déanaidh iad: ionnus nach * sceithfeadh an fearann iona bfuilim dá bhur ttabhairt do chomhnuidhe, sibh.

23. Agus ni siubholtuidhe a mbéasuibh an chinidh, noch teilgimsi amach romhuibh: óir do rinnedar na neithesi uile, agus ar a * nádhbharsin do fhuathaigh misi iad. * Def. 9. 5.

24. Acht a dubhairt mé ribhsi, gheabhthaoi oighreacht a ndúthuighe, agus do bhéara misi dhíbh é, dá sealbhughadh, fearann lionas do mhil agus do bhainne: misi an tighearna bhur nDia, noch do dhealuigh sibh ré daoinibh oile,

25. * Ar a nádhbharsin cuirfidhe dithbhir idir ainmhidhibh glana agus neamhghlana, agus eidir éanlaith neamhghlan agus glan, agus ni dhéantaoi bhur nanmanna adhuathmhar lé beathach, nó lé héanuibh, no lé ni ar bith béo snámhas ar an talamh, noch do scar misi ribh mar neamhghloine. * Caib. 11. 2. Deut: 14. 4.

26. Agus beithi naomhtha damhsa: * óir misi an tighearna (a táim) naomhtha, agus do dhealuigh mé sibhsi ó dhaoinibh eile, ionnus go mbéithi agum féin. * Caib. 11. 44. & 19. 2. 1 Phead. 1. 16.

27. * Mar an gcéadna fear nó bean aga mbia spiorad taithighthech, nó bias na fáistinech, cuirfighear go deimhin chum báis iad; gléabhuid do chlochuibh orrtha, biaidh a bfuil orrtha féin. * Deut. 11. 11. 1 Sam. 28. 7.

## CAIB. 21.

Agus do labhair an tighearna re Maoise, labhair ris na sagartuibh clann Aaron, agus abhair riu: ni bia éanduine ar na thruailleadh ar son na marbh a measc an phobail.

2. Acht ar son a ghaoil, bias fogus dó, ar son a mhathar, agus ar son a athar, agus ar son a mhic, agus ar son a inghine, agus ar son a dheirbhrathar.

3. Agus ar son a dheirbhsheathrach atá na maighdin, a bhfogus dó, ag nach raibh fear ar bith: ar a son sin, as éidir leis bheith ar na thruailleadh.

4. Acht

4. Ach ni thruaillfidh é féin, ar mbeith
na dhuine onórach a measc a dhaoine, dá dhé-
namh féin mi o thaitneamhach.
*Caib.19. 27. 5. * Ni dhéanuid maoile na gcennuibh,
ni bearrfaid taobh a bféasog, ni mó dhénuid
gearradh ar bith na bfeóil.
6. Béid siad náomhtha chum a Ndé,
agus ni tarcuisneochuid siad ainm a
Ndée: óir offrála an tighearna dhénta
le teinidh, agus arán a Ndé offráluid si-
ad: uime sin béid náomhtha.
7. Agus ni tiubhraid bean bias na
striapachuis, nó thruaillighthe; ni mó bhéaruid
bean chuirfighear ó na fear: óir atá sé ná-
omhtha dá Dhia.
8. Naomhthochuid tú é ar a nádhbhar
sin, óir offráluidh sé arán do Dhé, biaidh
sé náomhtha duit: óir misi an tighear-
na, noch náomhthas tusa, (a táim) ná-
omhtha.
2. Agus ma thruailligheann ingean sagarta-
gairt i féin lé striapachus, thruáill-
fidh si a hathair: loiscfighear lé tei-
nidh i.
10. Agus an té bias na árdsa-
gart a measc a dhearbhráithreach, ar ar dóir-
tedh an ola ungtha ar a cheann, agus do
coisrecadh do chur na néadaighe air, ni nochtfa-
chaidh a cheann, agus ni bhrisfidhe a édach.
11. Ni mó rachus a steach go héin-
chorp marbh, nó sailcochus é féin ar son
athar nó a mathar.
12. Ni mó rachus a mach as an tsanc-
tóir, nó thruáillfeas sanctóir a Dhé;
óir atá coróin ola náomhtha a Dhé air:
misi an tighearna.
13. Agus do bhéura sé bean iona
maighdionas.
14. Baintreabhach, nó bean dhealaigh-
the, nó bean thruáillighthe, nó méir-
dreach, ni tiubhra sé iad sin: acht do
bhéura sé maighdion dá dhaoinibh féin, na
mhnaoi.
15. Ni mó thruáillfeas a siol a measc
a dhaoine: óir misi an tighearna náomh-
thas é.
16. Agus do labhair an tighearna re
Maoisi, dá rádh.
17. Labhair re Haáron, ga rádh, gi-
odh bé ar bith bias dot shliochd iona ngeime-
lechuibh, ar a mbia ainimh ar bith, ná ti-
gedh a gcomhfogus dofráil arán a
Dhé:
18. Oir giodh bé ar bith duine ar a
mbia ainimh, ni tiucfa sé a ngar di:
dall, nó bacach, nó an té gá a mbia
srón lechta astech, no eini *iomar- *Caib.22.23
cach,
19. Nó duine aga mbi a chos bris-
te, nó a lámh briste.
20. Nó cruitin nó abac, nó ar a bfuil
ainimh ar a shúil, nó bias clamh nó gear-
bach, nó an té gá mbrisfighear a
chloca.
21. Ni tiucfa duine do siol Aá-
ron an sagart, ar a mbia ainimh, a
ngoire dhiobhartuit offrála an tighearna
dhénta lé teinidh: atá sé aineimhech,
ni tiucfa sé a bfogus dofráil arán
a Dhé.
22. Iósuidh sé arán a Dhé, a ráon
don ro náomhtha, agus náomhtha.
23. A máin ni rachuidh taob a stech
do nsolach, nó a bfogus do naltóir,
do chionn go bfuil ainimh air; ionnus nach
truáillfidh mó sanctóir: óir misi an
tighearna do náomhuidh mé iad.
24. Agus do innis Maoisi sin do
Aáron, agus dá macaibh, agus do
chloinn Israel uile.

## Caib. 22.

AGus do labhair an tighearna re
Maoise, dá rádh.
2. Labhair re Haáron, agus
re na macaibh, iad féin do
sechna ar neithibh náomhtha chloinne Israel,
agus gan mainm náomhtha sa do thruáil-
leadh, ann sna neithibh náomhthochuid
dam: misi an tighearna.
3. Abair riu, giodh bé ar bith dá
bhur siol uile a measc bhur ngeinealach,
rachus

racus chum na neithe náomhtha, noch náomhuighid clann Israel don tighearna, ar mbeith a neimghloine air, gearrfuighear an tanum sin a mach as mo radharcsa: is misi an tighearna:

4. Gidh bé ar bith duine do shliocht Aaron bhias na lobhar, * nó ar a mbia silteach; ni iosaidh sé do na neithibh náomhtha nó go raibh sé glan: agus * gidh bé ar bith bheanas re heinní neimghlan ó mharbh, nó ó dhuine a nimthighionn a shíol uadh.

* Caib. 15. 2.

5. Nó gidh bé ar bith bheanas re heinní snáidhteach, lé ndéantar neimghlan é, nó re duine ó bhfuighe salchar, gidh bé ar bith salchar bhias air.

6. An tanum bheinibheanas re heinní don tsórt sin, biáidh salach go nóin, agus ni iosaidh do na neithibh náomhtha, as muna nighfidh a chorp lé huisce.

7. Agus a nuair racas an ghrian faói, biáidh sé glan, agus iosaidh na dhiaigh sin do na neithibh náomhtha, do chionn gur bi sin a bheatha.

8. * An ni do gheibh bás uadh féin nó reubtar lé beathachaibh, ni iosaidh, dá salchadh féin leis: is misi an tighearna.

* Exod. 22. 31. Ezech. 44. 31

9. Coiméudfuid siad sin mo ordughadh, deagla go mbiadh na peacadh dóibh, agus go bhfaighdis bás tríd, dá dtruailldis é: misi an tighearna náomhas iad.

10. Ni iosaidh éncoimhthigheach don ni náomhtha: fear chuáirte don tsagart, nó seirbhiseach tuarastail ni iosaidh don ni náomhtha.

11. As má cheannchann an sagart énduine lé na chuid airgid, iosaidh sé de, agus an té rugadh iona thigh iosaidh sé dá bhiadh.

12. Má pósthar inghion an tsagairt mar an gcéadna le coimhthigheach, ni fhéadann si ithe dofráil na neithean náomhtha.

13. As má bhionn inghion an tsagairt na baintreabhthaigh nó deilighthe, nó nach bia clann aice, agus go bhfillfidh si go tigh a hathar, do nós * a haóise óige, iosaidh si do bhiadh a hathar; as ni iosfaidh éncoimhtheach de.

* Caib. 10. 14.

14. Agus má itionn duine don ni náomhtha gan fhios dó féin, ansin cuirfidh an cúigeadh cuid de na chionn, agus do bheura don tsagart é, maille ris an ni náomhtha.

15. Agus ni thruáillfid neithe náomhtha chloinne Israel, noch ofrálaid don tighearna.

16. Ni mó fhuileongaid úalach a bpeacaidh orra fa sharughadh, a nuáir iosaid na neithe náomhtha: óir is misi an tighearna náomhas iad.

17. Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh.

18. Labhair re hAáron, agus re na mhacaibh, agus re cloinn Israel uile, agus abair riu, gidh bé ar bith é do chloinn Israel, nó do na coimhthigheachaibh a nIsrael, offráilfios iodhbuirt ar son a móideann uile, agus ar son ofrálach toileamhla uile, noch ofráilfid don tighearna mar ofráil loiscce.

19. (Offráilfidhe) dá bhur ttoil féin firionnach gan toibhéim, do na buaibh nó do na caorchaibh, nó do na gabhraibh.

20. * As gidh bé ar bith ar a bhfuil toibhéim, ni offráilfidhe sin, óir ni ghlacthar ar bhur son é.

* Deut. 15. 21. & 17. 1.

21. Agus gidh bé ar bith ofrálas ofráil iodhbarta siothchána don tighearna, do chomall a móide, nó ofráil aontadhach do buaibh, nó do chaorchaibh, biáidh iomlán re na ghlacadh; ni bia toibhéim ar bith air.

22. Doille, nó brisgeadh, nó cioppbadh, nó air a mbia sineach, nó claim nó gearba, ni offráilid iadsoin don tighearna, agus ni dhéntaói ofráil lé teinidh diobh don tighearna ar a naltóir.

23. Acht bulóg, nó uan air a mbia * iomarcaidh, nó easbhuidh ar a bhallaibh, féudaidh tú sin d'iodhbuirt mar ofráil toilteanaigh, as ni ghéubthar é ar son móide.

* Caib. 21. 18.

24. Ni ofrálfuidhe don tighearna an ni bhias brúighte, nó combruighte, nó bristé, nó gearrtha: ni mó dhéana sibh ofráil ar bith de ion bhur bhfearann.

25. Ni mó offráilfidhe biadh an tighearna as láimh coimhthigh d'einní diobhso;

dá

do ċionn go bfuil a morgadh féin ionta, agus go bfuilid ainme orra; ní ġéubtar ar bhur son iad.

26. Agus do labhair an tiġearna re Maoise, ga rádh.

27. An uáir do béurthar bulóg nó cáora, nó gabhar an sin biáidh seċd lá faói na maṫair: agus ó nochtmadh lá suas amach géubthar é mar offráil dhéanta le teinidh don tiġearna.

28. Agus mar do bhoin, nó do ċaoiriġ bias sí, ní marbhfe tú í féin, agus a * hóg a néinló.

*Deut.22.6.

29. Agus a nuáir offráilfidh iodbairt buidheachuis don tiġearna, offráilfidh dá bhur ttoil féin í.

30. Iosfuighear súas an lá sin féin, * ní fhágfidhe éinni dhí go maidin; misi an tiġearna.

*Cab.17.5.

31. Uime sin coimhéudfuidhe maitheanta, agus do dhéantaoi dá réir: misi an tiġearna.

32. Ní mó * truáillfidhe mainm náomhṫa, as biáidh mé ar mo náomhadh a measc chloinne Israel: misi an tighearna náomhas sibh;

*Cab.10.3.

33. Thug a mach as crích na hÉgipte sibh, dom beiṫ mar Dhia agaibh: misi an tiġearna.

## CAIB. 23.

AGus do labhair an tiġearna re Maoise, dá rádh.

2. Labhair re cloinn Israel, agus abair riu (a ttáobh) féiltaidh an tiġearna, noch fuáigeorthaoi (beiṫ) na ccomhgairm náomhṫa, is iad so mféiltaidhse.

3. * Sé lá do dhéantar obair, as is é an seachtmadh lá sábóid an tsuáimhneasa, comhgairm náomhṫa é; ní dhéantaoi obair ar biṫ ann: is í sábóid an tiġearna í ann bhur náitibh.

*Exod.20.9. Deut.5.13. Luc.13.33.

4. Is iad so féiltaidh an tiġearna, comhchruinniuġadh náomhṫa, noch fuáigeorthaoi.

5. * Annsa ceathramhadh lá déug, annsa chlíomh tráthnóna, biaidh cáisg an tiġearna.

*Exod.12.18. Num.28.16.

6. Agus ar an gcúigeadh lá déag don mhí chéadna, bhias féasta a narán gan laibhin don tighearna: seachd lá iosfuidhe arán gan laibhin.

7. An ċéad lá biáidh comhgairm náomhṫa agaibh; ní dhéantaoi obair sáothrach ar biṫ ann.

8. Acht offráilfidhe iodbairt dhéanta le teinidh don tighearna seachd lá: annsa seachtmhadh lá bhias an chomhghairm náomhṫha, ní dhéantaoi obair sháothrach ar bich ann.

9. Agus do labhair an tiġearna re Maoise dá rádh.

10. Labhair re cloinn Israel, agus abair riu, a nuáir tiucfaidhe don dúṫaig, a táimsi do ṫabhairt dáoibh, agus bearfaidhe a foġmar, ann sin do béurthaoi punann do ċéadtoradh bhur bfóġmhair cum an tsagairt.

11. Agus croithfidh an punann a bfiadhnuise an tiġearna, dá glacadh as bhur son: ar na márach déis na sábóide croithfiodh an sagart í.

12. Agus offráilfidhe an lá sin a nuáir ċroithfidhe an punann úan firionn gan ainimh, don ċéidbliadhain mar offráil loiscthe don tiġearna.

13. Agus budh é a offráil bídh sin, dá dheiċ gcoda do plúr mín ċumaiscthe le hola; mar offráil dhéanta le teinidh don tiġearna mar bholadh cumhra: agus a hoffráil dighe sin, is fíon biás, ġoon an ceaṫramhadh cuid do hin.

14. Agus ní iosthaoi arán, nó grán bróntha, nó diása glasa go ttí an lá céadna a ttugabhair offráil chum bhur Ndé: biáidh na statuid shíorruidhe an feadh bhur ngeinealach, ion bhur nuile áit comhnuidhe.

*Deut. 16. 9.

15. Agus * comáirmfidhe dhaóibh ón lá ar na mhárach dhéis na sáoire, ón ló fa dtiubharthaoi libh * punann na hoffrála croithte, seacht sábóidigh coimlíonta.

16. Eadhon go nuige ar na mhárach a ndiáigh an seachtmhadh sábóid áireomhthaói cáogad lá, agus offráilfidhe offráil núadh bhíodh don tighearna.

17. Do bhéurthaoi a mach as bhur ttighthibh dhá bhuilin craitthe do dhá dheachmhadh cuid; do phlúr mhín bhéid siad, bácalfuighear maille re laibhin iad, atáid siad na ccéadtorad don tighearna.

18. Agus offráilfidhe leis a narán seacht nuáin gan ainéim, don chéidbliadhain, agus bulóg óg, agus dá reithe, béidh mar offráil loisgte don tighearna maille re na nofráil bhídh agus le na noffráil dighe, eadhon offráil déanta le teinidh, do bholadh cumhra don tighearna.

19. Ann sin do dhéantaoi iodhbairt do mheannán dona gabhraibh, ar son offrála peacaidh, agus dá úan don chéidbliadhain ar son iodhbarta offrála siothchána.

20. Agus croithfidh an sagart iad maille ré a harán an chéadthoraidh mar offráil chroitthe a látair an tighearna, maille leis an dá úan: béid siad náomhtha don tighearna chum an tsagairt.

21. Agus fuáigeorthaoi an lá sin féin, go mbia na chomhthionól náomhtha dhaoibh: ni dhéantaoi obair sáothrach ar bith ann: biáidh na statuid go bráth ann bhur nuile áit ar feadh bhur ngeinealach.

*Caib. 19. 9. Deut. 24. 19.

22. * Agus a nuáir bhearfuidhe foghmhar bhur bfearainn, ni dhéantaói cárnadh glan ar imlibh an machaire a nuáir bhearfuidhe é; ni mó chruinneochthaoi dioghluim bhur bfoghmhair: fágfuidhe ag ná bochtaibh iad, agus ag an ccoimhigheach: is misi an tighearna bhur Ndia.

23. Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh,

24. Labhair re cloinn Israel, dá rádh, * anns a seachtmhadh mí, anns a chéadlá don mhí bhias sábóid agaibh, cuimhne séideadh stoc, comhthionól náomhtha. *Vibhr. 29. 1.

25. Ni dhéantaoi obair sáothrach ar bith ann: acht offráilfidhe offráil déanta le teinidh don tighearna.

26. Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh.

27. Mar * an gcéadna an deachmhadh lá don tseachtmhadh mí biáidh na lá siotha, biáidh na comhthionól náomhtha dhaóibh, agus cráidhfidhe bhur nanmanna, agus offráilfidhe offráil déanta le teinidh don tighearna. *Caib. 16. 30. Vibhr. 29. 7.

28. Agus ni dhéantaoi aóinní don oibre san ló sin: óir is lá siodha é, do dhéanamh siotha dhíbh a bfiadhnuise an tighearna bhur Ndia.

29. Oir giodh bé ar bith anum nach bia doilghiosach an lá sin féin: gearrfuighear an tanum sin a mach as lár a muintire.

30. Agus giodh bé ar bith anum do dhéanas obair ar bith ann sa lá sin féin, scriosfa misi an tanum sin as lár a muintire.

31. Ni dhéantaoi einní oibre: biáidh sé na statuid go bráth ar feadh bhur ngeinealach, ionbhur náitibh uile.

32. Biáidh na sábóid suáimhnesa dháoibh, agus cráidhfidhe bhur nanmanna anns a náomhadh lá don mí tráthnóna: ó thráthnóna go tráthnóna choimheochthaoi bhur sábóid.

33. Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh.

34. Labhair re cloinn Israel, da rádh, an * cúigeadh lá déag don tseachtmhadh mí bhias féasta na ttabernacuil ar feadh seacht lá don tighearna. *Vibh. 29. 12. Eoin. 7. 37.

35. Ar an gcéud lá biáidh comhthionól náomhtha, ni dhéantaoi éanobair dháor ann.

36. Seacht lá offrálfuidhe iodhbairt déanta le teinidh don tighearna, ar a nochtmhadh lá biáidh chomhthionól náomhtha agaibh, agus offrálfuidhe offráil déanta le teinidh don tighearna:

tighearna: is cruinniughadh follamanta é, agus ní dhéantaoi obair ar bith shaothrach ann.

37. Is iad so féilte an tighearna noch fhuáigeortaoi do bheith na ccomhthionóil naomhtha, dofhráil ofrála déanta lé teinidh don tighearna, ofráil loisgthe agus ofráil bídh, íodhbairt agus ofrála dighe, gach nidh ann a ló féin.

38. Taobh amuigh do Shábóidibh an tighearna, agus taobh amuigh dá bhur mbronntanaibh, agus taobh amuigh dá bhur móidibh uile, agus taobh amuigh dá bhur nofrálaibh ó thoil aontadhaigh, noch do bhéurtaoi don tighearna.

39. Mar an gcéadna ansa chúigeadh lá déug don tseachtmhadh mí, a nuáir chruinneochtaoi a steach toradh na bfearann, cuimhneochtaoi féasda don tighearna seacht lá: ar an gcéad lá biáidh Sábóid agus ar a nochtmhadh lá biáidh Sábóid.

40. Agus géubhtaoi chugaibh ar an cceud lá, craobha chrann mbreádha, géaga do chrannaibh pailme, agus beangáin do chrannaibh tiugha, agus soileóga an tsrotha; agus gáirdeochtaoi a bhfiadhnuise an tighearna bhur Ndia seacht lá.

41. Agus coimhdeochtaoi feasta don tighearna seacht lá san mbliadhain: (biáidh sé) na statúid go bráth ag bhur ngeinealach, coiméudfaidhe é ansa seachtmhadh mí.

42. Fanfaidhe a mbothaibh seacht lá: an méid do rugadh na Nisraelitibh, coimneochaidh a mbothaibh.

43. Ionnus go mbia a fhios ag bhur sliochtaibh go ttug misi ar chloinn Israel áitreabh a mbothaibh a nuáir thug mé as crích na Hégipte iad: is misi an tighearna bhur Ndia.

44. Agus do foillsigh Maóise do chloinn Israel féasdaidhe an tighearna.

CAIB. 24.

Agus do labhair an tighearna ré Maóise, dá rádh,

2. Fúagair do chloinn Israel ola fhionghlan do thabhairt chugad bruighte chum an tsolais, do thabhairt ar na soillsibh lasadh a gcomhnuidhe.

3. Taobh amuigh dfolach fhiadhnuise tabernacuil an chomhcruinnighthe óirdeochaidh Aáron é, ó thráthnóna go maidin, a bfiadhnuise an tighearna go síorruidhe: (biáidh) na statúid a gcomhnuidhe ann bhur sliochtaibh.

4. Oirdeochaidh sé na lampaidhe ar an * ccoinnleóir ghlan a bfiadhnuise an tighearna go gnáthach. * Exod. 31. 8.

5. Agus géuba tú plúr min chugad, agus bruithfe tú dá * bhairghin déag de: dá dheachmhadh cuid biás ansa bhairghin díob, * Exod. 25. 30.

6. Agus suidheochaidh tú a ndá chuirsa iad, a sé ansa chuirsa dhíob, ar an mbórd fhionghlan a bfiadhnuise an tighearna.

7. Agus cuirfe tú túis fhionghlan ar gach cuirsa, cor go mbia ar a narán mar chuimhne, (gédhon) ofráil déanta lé teinidh don tighearna.

8. Cuirfidh sé a nórd é, gach aon tSábóid a bfiadhnuise an tighearna do shíor, (ar na ghlacadh) ó chloinn Israel lé cunnradh suthain.

9. Agus budh lé * Háaron, agus lé na chloinn é, agus íosaidh é ansa náit naomhtha: óir atá sé ró naomhtha aige dofrálaibh an tigheanna déanta lé teinidh lé statúid siorthbhuáin. * Exod. 29. 33. Caib. 8. 31. Math. 12. 4.

10. Agus do chuáidh mac mná Israeldha, ag ar bh'Hégipteach a athair, a measc chloinne Israel: agus do throid an macsa na mná Israeldha, agus duine do Israel ré chéile san champa.

11. Agus do mhasluigh mac na mná

Israelda ainm an tiġerna, agus do ṁallaiġ ē, agus tugadar ċum Maoise ē: agus do bē ainm a mhathar Selomit, inghean Dibri, do ṫreibh Dan.

* Uibhr. 15. 34. 12. Agus do * ċuiredar a bpriosún ē, go mbeiṫ fios inntinne an tiġerna aca.

13. Agus do labair an tiġerna ré Maoise, dá rádh.

14. Tabair amach an tē do rinne an mallugadh tar ab amach do nforslongphort, agus legedís an méid do ċualaidh ē,
* Deut. 13. 9. & 17. 7. * a láma ar a ċionn, agus clochadh an comhċhruinniughadh uile ē.

15. Agus labeórthaidh tú ré cloinn Israel, dá rádh, gidh bē ar biṫ ṁallaiġeas a Dhia, fuileonguidh a peacadh.

16. Agus an tē sganlaiġeas ainm an tiġerna curfiġer go deimhin ċum báis ē, agus clochfaidh an comhċhruinniughadh go dearbhtha ē: commaiṫ an coimidheach, agus an tē beurthar anns a tír, a nuáir maisleochus sē ainm an tighearna curfiġer chum báis ē.

* Exod. 21. 12. Deut. 19. 12. 17. * Agus an tē mharbhus éanduine curfighear go deimhin chum báis ē.

18. Agus an tē mharbhus beaṫach, do dlighna díol ar a son, eadhon beaṫach ar beaṫaiġ.

* Exod. 21. 24. Deut. 19. 21. Math. 5. 38. 19. Agus mar ciontach duine ré haimhneim do beiṫ ar a ċomharsain: amhail do rinne sē, is amhlaidh do dlightar ris.

20. Briseadh ar son brisde, súil ar son súile, fiacal ar son fiacaile, mar thug sē aineamh do dhuine, mar sin dlightar ris a ris.

21. Agus an tē marbhfas beaṫach aiseógaidh sē ē, agus an tē marbhas duine curfighear ċum báis ē.

* Exod. 23. 48. 22. Biaidh ēnnos * amáin dlighe agaibh, chomhmaith ar son coimidheaċ, agus ar son an tē rugadh ann bhur ttír fēin; óir is misi an tiġerna bhur Ndia.

23. Agus do labair Maoise ré cloinn Israel, an tē do rinne an mallugadh do thabairt leó amach as an gcampa, agus gabáil do chlochaibh ē: agus do rinnedar clann Israel mar do aiṫin an tiġerna do Mhaoise.

## CAIB. 25.

AGus do labair an tiġerna ré Maoise a sliabh Sinai, dá rádh.

2. Labair ré cloinn Israel agus abair riú, a nuáir tiucfaidhe don dúṫaidh do beirimse dhóibh, ann sin coimheochaidh an dúṫaidh * Sábóid don tiġerna. * Exod. 23. 10.

3. Sē bliadhna curfes tú do síol, agus sē bliadhna leirseochus tú tfíneamhain, agus cruinneochus tú a steach a toradh.

4. Acht anns a seachtmhadh bliadhan biaidh sóire suáimhneasa don dúthaigh, Sábóid don tighearna: ni churfe tú tfearann, agus ni deirseocha tú tfíneamhain.

5. An ni fásas uadh fēin dod fóghmar, ni bhenfa tú ē, agus ni mó cruinneochus tú gráiphthe tfíneamhna gan dheasughadh: óir is bliadhain suáimhneasa don dúṫaidh í.

6. Agus biáidh Sábóid na dúthaidh na bhiadh agaibh, dhuit fēin, agus dod sherbhiseach, agus dod chailín, agus dod óglach tuarasdail, agus don coimidheaċ coimhnigheas ad foċair;

7. Agus do náirnēis agus don beaṫach bias ann do dúṫaiġ: biáidh a mbiseaċ sin uile mar biadh dhuit.

8. Agus áireóchaidh tú seacht Sábóidiġ do bliadhnaibh dhuit, seacht nuáire seacht mbliadhna, agus spás na seacht Sábóid biáidh dhuitse na gceaṫracad agus ná ndi mbliadhnaib.

9. Ann sin

9. Annsin cuirfe tú fa dheara stoc Iubile do ṡéideaḋ ar an deachmhaḋ lá don tseachtmhaḋ mí, a ló na síoṫa cuir-fiḋe an stoc dá ṡéideaḋ ar feaḋ bhur gcríċe uile.

10. Agus naomhoċaidh tú an caogadmhaḋ bliadhan, agus fuáigeorthaoi saoirse ar feaḋ na críċe uile, do na huile áitreabhach inte: biáiḋ na Iubile agaibh, agus fillfe gaċ aon agaibh dá ṡeilb féin, agus fillfiḋ gaċ aondaoine agaibh ċum a ṁuintire féin.

11. Biáiḋ an caogadmhaḋ bliadhan sin na Iubile agaibh: ní ċuirfiḋe agus ní bhuainfiḋhe an ní ḟhásas uaithe féin inte, agus ní ċruinneoċa inte caora ḟíneamhna gan dearughaḋ.

12. Oir is é sin an Iubile, biáidh naomhṫa agaibh, iosthaoi a bhisaċ amaċ as an machaire.

13. A mbliadhain an Iubile so fill-fiḋe gach aondaoine agaibh dá ṡeilbh féin.

14: Agus má reacann tú ní red ċomharsain, nó má ċeannċann tú ní as láimh do ċomharsan, ní ḟáireocthaoi a ċéile.

15. Do réir uibhre na mbliadhan tar éis an Iubile, ceinneoċaidh tú ód ċomharsain, agus do réir uibhre bliadhan na ttorṫa, reacfas sé riot.

16. Do réir iomad na mbliadhan, méideoċaidh tú a luaċ sin, agus do réir laiġeaḋ na mbliadhan laiġdeoċaidh tú a luaċ: óir is é uibhir na ttorṫa reacfus seision riotsa.

17. Ar a naḋbharsin ní ċuirfiḋe a chéile síos: acht biáidh eagla do Dhé ort: óir is misi an tighearna bhur Ndia.

18. Uime sin do dhéanthaoi mo sta-tuidig, agus coiṁéadfuiḋe mo bhreiṫ-eamnus, agus do dhéanthaoi iad, agus áiteoċthaoi annsa dúṫaiġ gan fait-ċios.

19. Agus do bhéura an talamh a toraḋ, agus iosthaoi bhur sáiṫ, a-gus áiteoċthaoi ann gan faitċios.

20. Agus má deirthaoi, créud iosam annsa tseachtmhaḋ bliadhan; féuċ ní dhéanam síolċur, agus ní ċruinneoċam a steaċ ar mbisaċ.

21. Annsin áitheonaidh misi dom beannughaḋ ṫeaċt oraibh annsa seiseaḋ blia-ḋan, agus do bhéura toraḋ trí mblia-ḋan uaḋ.

22. Agus cuirfiḋe (síol) an toċ-ṁaḋ bliadhan, agus iosthaoi fós don tseantoraḋ go nuige an naomhaḋ blia-ḋan, nó go tti a tarba a steċ iosthaoi don tseantoraḋ.

23. Ni reacfuighear an fearann go siorruidhe: óir is liomsa an fearann; óir do bhádhbhsi bhur ccoimiġtib, agus bhur naoiḋ ċuáirte am foċairsi.

24. Agus ar feaḋ ḟearainn bhur seil-be, aontoċthaoisi fuasglaḋ ar a dhú-ṫaiḋ.

25. Má bhoċtuighear do dhearbhraṫair, agus go reacfaiḋ dá ṡeilb uadh, agus go ttiucfaḋ duine dá ġaol dá ḟuas-glaḋ, annsin fuáisgeola sé an ní do reac a dhearbhráṫair.

26. Agus muna raibh duine ag an óglaċ fuasglas é, agus go mbia féin cumasaċ ar a ḟuasglaḋ.

27. Annsin áireamhaḋ sé bliadhna an reaċta, agus aisiġeadh an bárr do nóglach, rer reac sé é, ionnus go ma héidir leis filleaḋ iona ṡeilb féin.

28. Agus muna mbia cumasaċ ar airgiod dó, annsin an ní do reac sé fui-reoċthaoi a láimh an tí do ċeannaigh é, nó go tti bliadhain an Iubile: agus raċaiḋ amaċ iona Iubile, agus fillfiḋ sei-sion iona ṡeilb.

29. Agus má reacann duine tiġ coṁ-nuiḋe a gcaṫraigh balla, annsin fédaiḋ sé a ḟuasglaḋ a ccionn bliadhna go hiomlán tar éis a reaca: a gcionn bliadhna iomláine fédaiḋ sé a ḟuas-glaḋ.

30. Agus muna ḟhuascaltar é taobh a stiġ do spás bliadhna iomláine, annsin an tiġ bias san caṫraigh balla biáiḋ daingion go bráṫ ag an té ċeanno-ċus é, ar feaḋ a ṡleaċta: ní raċaiḋ amaċ annsa Iubile.

31. Aċt tiġṫe na mbailteadh nach biaḋ balla na ttimċioll, measfuighear

iad

iad mar ṁaċtṫe na tíre: is éidir a bfúasglad, agus raċaid amaċ ann sa Iubilé.

32. Giðeað caithreacha na Lebhiteach, agus tiġṫe caitreċ a seilbe, féadfaid na Lebhitigh a bfúasgladh gaċ tráṫ.

33. Agus má ċeannċann duine ó na Lebhitibh, annsin an tiġ do reacadh, ⁊ caṫair a seilbe raċaid amaċ a mbliadain an Iubilé: óir is iad tiġṫe ċaitreċ na Lebhiteach a sealb a measg ċloinne Israel.

34. Aċt ni réidtar maċtṫe foċcaitreċa a gcaitreċ do reic: óir is i sin a sealb síorraiðe.

35. Agus má boċtaiġeann do ḋearbráṫair agus go dtuitfið a naimsir agad, annsin tárrthoċaið tú é, fós má bionn sé na ċoimiġteaċ nó na oighe; ionnus go bféudfad sé maireaċtain ad foċair.

* Exod. 22. 25. Deut. 23. 19. Seanráite 28. 8. Ezech. 18. 8. & 22. 12.

36. * Ná glacsa úsairreas nó biseaċ air biṫ uadh: aċt bioð eagla do Ḋé ort, ionnus go bféudfad do ḋearbráṫair maireaċtain ad foċair.

37. Ni tiubra tú ṫairgeað dó ar úsairreas, agus ni áirlicfe tú do biaḋ dó ar biseaċ.

38. Is misi an tiġearna bur nDia, ṫug amaċ as crić na hÉgipte sib do ṫabairt tíre Chánaain ḋóib, agus dom beiṫ am Ḋhia agaib.

* Exod. 21. 2. Deut. 15. 12. Jer. 34. 14.

39. Agus * má ṫáinic do ḋearbráṫair biaś láim riot ċum boċtaine, agus go reacfaiġear riot é, ni ċuirfe tú ḋfiaċaibh air fognam ḋéanamh amail ḋaoine ḋaor.

40. Aċt amail searbiseaċ tuarasdail, agus mar oiġið biaś agad, agus foiġeonaið ḋuit go bliadain an Iubilé.

41. Agus annsin imeoċaið uáit, a ríon é féin, agus a ċlann maille ris, agus fillfið air a muinntir féin, agus fillfið seision go seilb a aiṫreaċ.

42. Oir is iad mo searbisiġe iad, noċ ṫug mé amaċ as crić na hÉgipte: ni reacfaiġear mar ḋaoinibh ḋaora iad.

* Ephes. 6. 9. Col. 4. 1.

43. * Ni riaglóċa tú ós a gcionn le ḋíbfeirg, aċt biaidh eagla do Ḋhé ort.

44. A ríon do ḋaoirsinneċ fear, agus do ḋaoirsinneċ ban, noċ biaś agad, beið do na geintib atá ar gaċ taobh ḋhiot: is ḋíob sin ċeinneoċus tú fir ḋaora agus mná ḋaora.

45. Os a ċhionn sin, do ċhloinn na gcoimiġteaċ bhias tnuáire bhur measg, uatha sin ċeinneochaói, agus ó na ḋteaglaċ biaś mar ṫon rib, noċ rugadh ann bur dtir: agus beið na seilbh agaib.

46. Agus glacfaiḋe ċugaib iad, mar oiġreaċt dá bur gcloinn bur ndiaiġ dá sealbuġad mar oiġreaċt, beið na ndaoirsinneċaib agaib go bráṫ: aċt ós cionn bur ndearbraiṫreach, clann Israel, ni ḋlíġṫeaói uaċaránaċt ar a chéile go díbfeirgeaċ.

47. Agus má fáġann oide nó coimiġteaċ sáiḋbir láim riot, agus do ḋearbráṫair chomnaiġeas láim ris ḋfás boċt, agus go reacfaiḋ é féin re hoiḋe, nó re coimiġteaċ láim riot, nó re bunaḋ muinntire an ċoimiġṫiġ.

48. Tar éis a reaca as éidir a fúasgladh a ris; féudfaiḋh duine dá ḋearbráiṫreaċaib a fúasglad.

49. Fédaiḋ dearbráṫair a aṫar, nó mac a ḋearbráṫar a fúasglad, nó gaċ aon duine dá bfuil fogus a ngaol dó dá ċineaḋ, is éidir ḋó a fúasglad, nó ma ṫig sé de féin, féudaiġ é féin ḋfúasglad.

50. Agus do ḋéna cuntas ris an té do ċeannaiġ é, ón bliadain ar reacaḋ ris é, go bliadain an Iubilé, agus biaiḋ luaċ a reaca do réir uibhre na mbliaḋan, do réir aimsire óglaoiċ ṫuarusdail biaś sé aige.

51. Má bionn morán bliaḋan ar gcúl fós, do béura ḋhó dá réir sin, luaċ a fúasgailte, as a nairgeaḋ ar ceannċaḋ é.

52. Agus muna raibh aċt beagán bliaḋan go bliadain an Iubilé, annsin do ḋéna cuntas ris, agus do réir a bliaḋan do béura ḋó a ris luaċ a fúasgailte.

53. Agus

53. Agus biaidh sé aige do nós óglaoich tuarasdail bliadhnamhail, agus ni bia riaghladh dhíbfeirge ag (an bfir eile) ós a chionn ann do radharc.

54. Agus muna bfuasgaltar ann sna bliadhnaibhsi é, ansin rachaidh amach a mbliadhain an Iubile, é féin agus a chlann leis.

55. Oir is agamsa atáid clann Israel na seirbhíseachaibh, is iad mo sherbhisigh iad, noch tug mé amach as crich na Hégipte: misi an Tighearna bhur Ndia.

## CAIB. 26.

* Exod. 20.4. Deut. 5.8. & 16.12. Psal. 97.7.
1 Ní dhéantaoi dhaoibh féin * iodhal ar bith, nó iomháigh ghrábálta, ní mó chuirfeas sibh suas iomháigh seasmhach, ní mó chuirfidhe éinniomháighe chloiche suas ionbhur bfearann, do chromadh síos di: óir misi an tighearna bhur Ndia.

* Caib. 19.30. 2. * Coimhéochaidhe mo Shábóid agus onóraidhe mó sanctóra: misi an Tighearna.

* Deut. 28.1. 3. * Má siubhlaidhthi ann mo statuidibh agus maitheanta do choimheud agus a ndéanamh.

4. Ansin do bheura mé fearthuinn dhíbh na ham féin, agus do bheura an talamh a bhisighe, agus do bhearaidh croinn an machaire a ttoradh.

5. Agus bhearaidh bhur mbualadh go ham fáisce no ngrápuigheadh agus bheuraidh fásgadh na ngrápuidheadh gus an síolchur: agus iosttaoi bhur narán go madh lán, agus áitteochttaoi ionbhur ndúthaigh go * daingean. * Job 11.18.

6. Agus do bheura misi síothcháin ansa tír, agus luighfidhe síos, agus ni chuirfe énduine eagla oruibh, agus coisgfidh mé droichbheathaigh don dúthaigh, ni mó rachas * an cloidheamh thré bhur bfearann. * Job 11.19.

7. Agus leanfaidhe bhur naimhde, agus tuitfid roimhibh leis an ccloidheamh.

8. Agus bhrisfid * cúigear agaibhsi ar chéad, agus cuirfe céd díbhsi míle chum teithme, agus tuitfid bhur náimhde romhaibh leis an gcloidheamh. * Jos. 23.10.

9. Oir biaidh mheas agum oruibh, agus do dhéana mé siolmhar sibh, agus méideochaidh mé sibh, agus daingneochaidh mé mo chunnradh ribh.

10. Agus iosttaoi an sean lón, agus do bheurtaoi an sean amach, do brígh an lóin nuadh.

11. * Agus suidheochaidh mé mo thabearnacul bhur measc agus ni bhia gráin ag manam oruibh. * Ezech. 37. 26.

12. * Agus siubholaidh me bhur measc, agus bia mé am Dhia agaibh, agus beithise bhur bpobal agamsa. * 2 Cor. 6. 16.

13. Is misi an tighearna bhur Ndia, noch tug amach sibh as crich na Hégipte, cor nach biaidh sibh bhur ndaoirsinigh aca, agus do bhris mé cuibhrighe bhur gcuinge, agus tug mé oruibh imtheacht go díreach.

14. * Gidheadh muna éisti rium, agus nach ndéantaoi na haitheanta so uile. * Deut. 28. 15, Tréabhain 2.17. Mal. 2. 2.

15. Agus má tharcuisnighthi mo statuidigh, nó má bhionn gráin ag bhur nanam roimh mo bhreitheamhnus, ionnus nach ccoimhlionfaoi maitheanta uile, acht go mbrisfidhe mo chunnradh.

16. Do dhéana misi mar an gcédna so ribhse, cuirfe mé critheagla oruibh, créachtaoi agus fiabhrus tinntighe, noch chnaoidhfeas na súile, agus do bheura doilghios croidhe: agus cuirfidhe bhur síol go díomhaoin, óir is iad bhur náimhde iosas é.

17. Agus cuirfe misi magh aghaidh bhur naghaidh, agus marbhfuighear roimhe bhur námhaid sibh: an drong ata ar bfuath sibh, is iad riaghfios ós bhur gcionn, * agus teithfidhe a nuair nach bia énduine dá bhur ttóruigheacht. * Seanráite 28.1.

18. Agus muna néistighe riom fós ar a son so uile, ansin pianfa mé sibh seacht nuaire eile ar son bhur bpeacadh.

19. Agus reubtha mé neart bhur

nuabhair,

núabḋ, agus do ḋéna mē bur neim a-
mail iarann, agus bur ttalamh amail
prás.
20. Agus caiṫfiḋe bur neart go
díomhaoin, óir ni tiubhra bur bfearann a
ṫoraḋ, ni mó do ḃéaraid na crainn a
ttoraḋ.
21. Agus má ṡiubhlaiḋṫí contrár-
ḋa damsa, agus naċ éisdfiḋe rium,
do ḃéura mē seaċt nuaire eile tui-
lleḋ plaighe oraiḃ, do réir bur bpeacaḋ.
22. Cuirfe mē mar an gcéadna bea-
ṫaiḋ állta bur measc, noċ sladfas
siḃ fá bur gcloinn, agus millfeas bur
náirnéis, agus do ḋéanas teirc a nuim-
ḃir siḃ, agus béid bur sliġṫe (móra)
na bfásaċ.
23. Agus muna ttigṫí ar bhur
nais leis na neiṫiḃsi, aċt go siubhol-
faoi contrárda damsa.
* 2 Sam. 22. 27. Psal. 18. 26. 24. * Ansin siubholaidh misi mar
an gcéadna contrárda dáoibhsi, agus
smaiġfeoċa mē fós seaċt nuaire eile siḃ,
ar son bur bpeacaḋ.
25. Agus do ḃéura mē cloiḋiomh
oraiḃ diġeólus cuis mo ċunarta, a-
gus a nuáir ċruinneoċṫaoi a bpoċaiḃ a
ċéile a stiġ ionar gcaiṫreċaiḃ cuirfe
mē an phláigh bur measc, agus seach-
ódṫar a láimh na námad siḃ.
26. Agus a nuáir brisfeas mē bata
bur naráin, bruitfid deiċneaḃar ban
bur narán a naonbácus amáin, agus do
ḃéaraid bur narán díbsi ar na tomas,
agus iosṫaoi é, agus ni beiṫi sáṫach.
27. Agus muna éisti riomsa ar
a son so uile, aċt siubal contrárdha
dam,
28. Ansin siubhólaiḋ misi ionbhur
naġaiḋsi a bfeirg móir, agus misi
féin smaiġfeoċus siḃ seaċt nuáire ar son
bur bpeacaḋ.
* Deut. 28. 53. 29. * Agus iosṫaoi feóil bur mac,
agus feóil bur ninġion iosṫaoi.
30. Agus scriosfa misi bur náite
* 2 Cdroin: 34. 7. árda, agus * gearrfa mē sios bhur
níomháiġe, agus teilgfe mē bur gco-
nablaċ ar ċonablaċaiḃ bur niodal, agus
fuaiṫeoċaiḋ manam siḃ.
31. Agus do ḋéna mē bur gcaiṫ-
reċa na bfásaċ, agus do ḃéura mē
bur sanctóra ċum uáiġnis, agus ni
boilṫneoċa mē bolaḋ bur mbolṫanas
nóeġbolaiḋ.
32. Agus do ḃéura mē an tir ċum
uáiġnis, agus bur náimde áiṫeochus
innte, biáiḋ úaman orra fán ni sin.
33. Agus scaipfeoċa mē sibh a
measc na ngeinteḋ, agus tairneonga mé
cloiḋeamh amaċ bur ndiaiġ, agus biáiḋ
bur ndúṫaiġ uáiġneaċ, agus bur gcaiṫ-
reċa na bfásaċ.
34. Ansin coimheoċus an talamh a
Sáboidiġ, an fad bias sē folamh, agus
beiṫi-se a ttir bur námad, is ansin
suáimneoċus an talamh, agus buáiḋeoċ-
ṫaoi a Sáboidiġ.
35. An feaḋ bias sē gan áitreabh
biáiḋ suáimneaċ, do ċionn nar suáimniġ
sē ionbur sáboidiḃsi an feaḋ do ċomh-
nuiġeaḃ féin ann.
36. Agus cuirfe mē loige a
gcroiḋṫiḃ an méid fuiġfiġear beó aguiḃ
a ccrioċaiḃ a námad, agus cuirfe to-
rann an duilleaḃ a tteiṫeamh iad, agus
teiṫfid mar do ṫeiṫfidis roime ċloi-
ḋeamh, agus tuitfid a nuáir naċ bía
duine dá leanmhuin.
37. Agus tuitfid ar muin a ċéile
amhuil do ḋéndaois roime ċloiḋiomh, a
nuáir naċ biáiḋ duine na ndiáiġ; agus
ni bía cumas aguibh a lathair bhur
námad.
38. Agus tuitfiḋe a measc na
ngeinteḋ, agus iosaiḋ talamh bur ná-
mad suas siḃ.
39. Agus an méid mairfeas díbh
seargfaiḋ ann a nolc, a ttir a námad;
agus mar an gcéadna a ccoirṫibh a
naiṫreaḋ seargfaiḋ maille riu.
40. Má admhaiḋ siad a nolc,
agus olc a naiṫreaḋ maille re na
sárughaḋ leur sáruiġeadar a maġaiḋsi,
agus mar an gcéadna gur siubhluiġe-
dar contrárda dam:
41. Agus gur siubhbhuil misi con-
trárda dóibsion, agus go ttug mē a
ttir a námad iad: ansin má bió a
gcroiḋthe neimhṫimċillġearrṫa, umal, 7
go nglacfaiḋ pionús a nuile.
42. Ansin

42. Ann sin cuimhneocha misi mo ċunnradh re Iácob, agus mar an gcéadna mo ċunnradh re Hisaac, agus cuimhneoċá mé mar an ccéadna mo ċunnradh re Habraham, agus cuimhneoċa mé an dúṫaiġ.

43. Thréigfidh siad an tír, agus géubhaidh sí a sábóidiġ an fad biás uáignech gan iadsan innte, agus géubhaid siad pionús a slighteint, do ċionn gur tharcuisniġedar mo bhreiṫeamhnuis, agus do ċionn gur ḟuaṫaiġ a nanam mo statuidiġ.

44. Gidheadh fós ar a ṡon sin, a nuáir béid siad a ttír a námad * ni
*Deut.4. 31. Rómh.11.26. ṫeilgfe mé sechad iad, agus ni mó ḟuaṫoċus mé iad, dá scrios tríd a maċ uile, agus do bhrised mo ċunnarṫa riu, óir is misi an tiġearna a Ndia.

45. Acht cuimhneoċa mé ar a sonsan cunnradh a sinnsear, noċ tug mé a maċ as criċ na Hégipte a radharc na ngenteadh, ionnus go mbéinn am Dhia aca: is misi an tiġearna.

46. Is iad so na statuide agus na breiṫeamhnuis, agus na dliġṫe, noċ do rinne an tiġearna, idir é féin, agus clann Israel a sliabh Sinái lé láimh Mhaóise.

CAIB 27.

Agus do labhair an tiġearna re Maóise dá rádh.

2. Labhair re cloinn Israel, agus abair riu, a nuáir do béura duine a móid singil, budh leis an tiġearna an duine réir do ṁeasara.

3. Agus budh é so do ṁeas: do ḟior ó ḟichid bliadhan daóis go nuige seasgad, budh é do ṁeas caogad secel airgid, do réir secel na sanctóra.

4. Agus más banbhé, ann sin budh é do ṁeas triocad secel.

5. Agus más ó ċúig bliadhnuibh daóis biás go nuige fiċe bliadhan, an sin budh é do mhеas do ḟior fiċe secel, agus don mhnaói deiċ secel.

6. Agus más ó ṁí daóis biás go nuige cúig bliadhna daóis, ann sin budh é do mhеas don ḟhior cúig secel dairgead, agus don ṁnaói trí secel.

7. Agus más ó ṫrí fiċid bliadhan daóis biás, agus ós a ċionn: más fear é, ann sin budh é do ṁeas cúig secel déug agus don ṁnaói deiċ secel.

8. Achd más boiċte é nó do ṁeas; ann sin foillseoċuidh é féin a laṫair an tsagairt, agus measfuidh an sagart é: do réir ċumais fir na móide, ṁeasfas an sagart é.

9. Agus más beaṫach dá ttugaid na daoine ofráil a laṫair an tiġearna, gach uile ni do beir duine don tigheanna don tsórt sin, biáidh náomṫa.

10. Ni áṫróċuidh tú é, agus ni ṁalairtfe tú é, ni maiṫ air ḋroċ ni, nó droċ ni ar ni maiṫ: má ṁalairtean tú ar áonċor beaṫaċ ar beaṫaċ, ann sin biáidh féin agus an ṁalairt náomṫa.

11. Agus más beaṫaċ neamhġlan é, dá naċ ndlighid iodhbairt ofrála don tiġearna, ann sin taisbéanfuidh sé an beaṫaċ a laṫair an tsagairt.

12. Agus measfuidh an sagart é an maiṫ nó an saiṫ é, mar ṁeasas tusa bhias ad ṡagart é, is mar sin biás sé.

13. Achd má ḟuasclann ar éanċor é, ann sin cuirfidh an cúigeadh cuid a ccionn do ṁeastasa.

14. Agus a nuáir náomṫoċus duine a ṫiġ, da beiṫ náomṫa don tiġearna, ann sin measfuidh an sagart é, an maiṫ nó an saiṫ é: mar ṁeasfus an sagart, is mar sin biás seasmaċ.

15. Agus má ḟuasglann an té do naomhaidh a ṫiġ é, ann sin cuirfidh an cúigeadh cuid dairgead an ṁeasda na ċionn, agus biáidh aige.



16. Agus

16. Agus má ndíomaon duine don tighearna cuid éigin do mhachaire a sheilbhe, ann sin biáidh do mheas do réir a shíl sin, measfuighear cúig ard sheccel airgid do hómer síl eórna.

17. Má ndíomaon a mhachaire ó bhliadhain an Iubilé, seasfuidh do réir do mheasta-sa.

18. Ar más tar éis na Iubilé ndíomtoca sé a fhearan, ann sin comháireo-fidh an sagart an tairgead chuige, do réir bliadhan a nfuighill go bliadhain na Iubilé, agus léigfighear sin síos dod mheas.

19. Agus má fhúasglan an té do ndíomuidh a fhearan ar énchor é, ann sin cuir-fidh ná cúigeadh an tairgid cuid dod mheasa, agus daingneochar dhó é.

20. Agus muna bhfúascla sé an fearan, nó má reac sé an fearan ré duine eile, ní fuaisceoltar níos mó é.

21. Ar an fearan a nuáir rachus amach ann sa Iubilé, biáidh ndíomhtha don tighearna, mar fhearan tabartuis biáidh a shealbh ag an tsagart.

22. Agus má ndíomaon duine don tighearna fearan do cheannuigh sé, nach do mhachairibh a sheilbhe.

23. Ann sin comháireomhfidh an sagart lúach dhó, mar meassfas tusa, go nuige bliadhain an Iubilé; agus do bhéura do measfa úadh an lá sin, mar ní ndíomhtha don tighearna.

24. A mbliadhain an Iubilé, fillfidh an fearan chum an té ór ceannchadh é, eadhon chum an té lér leis sealbh a nfearuinn.

25. Agus biáidh do mheassa uile do réir secel na sanctóra, * fithche gerah biás ann sa tsecel.

* Exod. 30. 13. Uibhr. 3. 47. Ezech. 45. 12.

26. Amháin primhgein na mbeathach, budh cóir do bheith na primhgein ag an tTighearna, ní naomhthochaidh éanduine é, más damh, nó cáora é, is leis an dTighearna é.

27. Agus más beathach neimhghlan é, ann sin fuáisceolaidh sé é, do réir do mheastasa, agus cuirfidh an cúigeadh cuid de na cheann, agus muna bhfúasceal-tar é, ann sin reacfuighear é, do réir do mheastasa.

28. * Gidheadh brontha bhronnfas duine don tTighearna do nuile ní dá mbia aige, do dhuine, nó do bheathach, agus dá fhearan seilbhe, ní reacfuighear agus ní fuáisceoltar é: atá gach uile ní bronntar do Dhia rónaomhtha ag an tighearna. * Jos. 6. 18.

29. Einní bhronntar, noch bronntar ó dhaoinibh, ní fuáisceoltar é, acht cuir-fighear sin chum báis go deimhin.

30. Agus is leis an dTighearna uile dheachmhadh a nfearuinn, más do shíol an fhearuinn, nó do thoradh an chroinn ceachtar dhíobh: atá ndíomhtha don tighearna.

31. Agus má fhuasglan neach ar énchor éinní dá dheachmhuidh, cuirfidh an cúigeadh cuid de na cionn.

32. Agus a ttáob áirghe nó trée-da fá na ndeachmhuidh, gidh bé ní imthigheas fán tslait, biáidh a dheachmhadh ndíomhtha ag an tighearna.

33. Ní sprionfa an maith nó an olc é, ní mó malairtfeas é, agus má ma-lairtighean ar énchor é, ann sin biáidh féin agus an malartach ndíomhtha; ní fuáis-ceoltar é.

34. Is iad so na haitheanta do aithin an tighearna do Mhaóise chum cloinne Israel a sliabh Sinai.

# An ceathramhadh leabhar do Mhaoise, da ngoirthear Uibhreacha.

## CAIB. I.

Agus do labhair an tighearna ré Maóise a bhfásach Sinái, a ttabernacul an choimhthionóil an céad lá don dara mí an dara bliadhain tar éis a tteacht amach as crích na Hégipte, dá rádh.

*Exod.30.12. 2. * Glacaidh suim chomhchruinnighthe cloinne Israel uile, do réir a muintearadh, do réir tigheadh a naithreadh maille ré huibhir a nanmann, gach uile fhearrdha do réir a cceann.

3. O chionn fichid bliadhan dhaois agus ós a chionn, an méid atá iondula amach do dhéanamh cogaidh a Nisrael, áireochaidh tusa agus Aáron iad do réir a sluaigh.

4. Agus bíodh ad fochair duine dá gach uile threibh: gach uile cheann tighe ar loing a naithreadh.

5. Agus a siadso anmanna na ndaoine seasfas ad fochairse: do threibh Reuben, Elisur mac Sedeur.

6. Do threibh Simeóin: Selumiel mac Surishaddai.

7. Do threibh Iudah: Nason mac Aminadab.

8. Do threibh Isachar: Netaneel mac Suar.

9. Do threibh Sebulun: Eliab mac Helon.

10. Do chloinn Ioseph: ó Ephraim, Elisama mac Amihud: ó Mhanasseh, Gamaliel mac Pedasur.

11. Do threibh Beniamin: Abidan mac Gedioni.

12. Do threibh Dan: Ahieser mac Ammishaddai.

13. Do threibh Aser: Pagiel mac Ocran.

14. Do threibh Gad: Eliasaph mac Deuel.

15. Do threibh Naphtali: Ahira mac Enan.

16. Ba hiadso dob oirdhearca don choimhthionól, prionnsaidh do threabha a naithreadh, cinn mílte a Nisrael.

17. Agus do ghabh Maóise agus Aáron na daoine si chuca, noch atá ar na bhfoillsiughadh ré na nanmannaibh.

18. Agus do chruinnigheadar an coimhthionól uile a bhfochair a chéile an céud lá don dara mí, agus do foillsighedar a ngeinealach do réir a muintire, lé tightibh a naithreadh, do réir uibhre a nanmann, ó fhichid bliadhan dhaois agus ós a chionn, do réir a cceann.

19. Fá mar do aithin an tighearna do Mhaóise, is mar sin do áir sé iad a bhfásach Sinái.

20. Agus clann Reuben, an mac fá sine ag Israel, lé na ngeinealach do réir a muintire, do réir tighe a naithreadh, do réir uibhre a nanmann, do réir a cceann, gach firionnach ó fhichid bliadhan dhaois, agus ós a chionn, an méid do bhí iondula amach chum cogaidh.

21. An méid do háirmheadh dhiobh, eadhon do threibh Reuben (do bhádar) sé mhíle, agus dá fhichid míle, agus cúig céud.

22. Do chlannaibh Simeon maille ré na ngeinealach, do réir a muintire as tigh a naithreadh, an mhuintir do háirmheadh dhiobh, do réir uibhre a nanmann, do réir a gceann, gach firionnach ó fhichid bliadhan dhaois agus ós a chionn, an mhéid do bhí iondul amach chum cogaidh.

23. An méid so do háirmheadh diobh, edhon do thréibh Shimeon do budh caogad agus naoi mile agus trí céd iad.

24. Do chlannaibh Gad do réir a ngínealach do réir a muintire ar tigh a naithreadh, do réir uibhre a nanman ó fhicid bliadan daois agus ós a chionn, an méid do bhí iondul amach a gcogadh.

25. An méid so do háirmheadh díob .i. do thréibh Gad do bhádar na cúig agus ceathrachad mile, sé chéud agus caogad.

26. Do chlannaibh Iúdah do réir a ngínealach do réir a muintire ar tigh a naithreadh do réir áirimh a nanman, ó fhichid bliadhan daois agus ós a chionn, an mhéid do bhí iondul chum cogaidh.

27. An méid do háirmheadh díob .i. do thréibh Iúdah, do bhádar ceithre mile déug, agus trí fichid, agus sé chéud.

28. Do chlannaibh Isacar do réir a ngínealach do réir a muintire ar tigh a naithreadh do réir uibhre na nanman, ó fhicid bliadan daois agus ós a chionn, an méid do bhí iondul chum cogaidh.

29. An méid do háirmheadh díob, eadhon do thréibh Isacar do bhádar caogad, agus ceithre mile agus ceithre chéud.

30. Do chlannaibh Sebulun gun a ngínealach do réir a muintire ar tigh naithreadh do réir uibhre a nanman ó fhicid bliadan daois agus ós a chionn, an mhéid do bhí iondul a mach san chath.

31. An méid do háirmheadh díob, edhon do thréibh Sebulun do bhádar caogad, agus seacht mile agus ceithre chéud.

32. Do chloinn Ioseph (edhon) do chloinn Ephraim guna ngínealach do réir a muintire ar tigh a naithreadh do réir uibhre a nanman ó aois fhicid bliadhan, agus ós a chionn, an méid do bhí iondul amach chum cogaidh.

33. An méid do háirmheadh díob, edhon do thréibh Ephraim, do bhádar dá fhicid mile agus cúig chéud.

34. Do chloinn Mhanasseh do réir a ngínealach, do réir a muintire ar tigh a naithreadh do réir uibhre a nanman ó aois fhicid bliadan agus ós a chionn, an méid dá ttáinig dul amach chum cogaidh.

35. An méid so do háirmheadh dhiobh, edhon do thréibh Mhanasseh, do bhádar dá mile agus triochad agus dá chéud.

36. Do chloinn Bheniamin do réir a ngínealach ar tigh a naithreadh, do réir uibhre a nanman a fhicid bliadan daois agus ós a chionn, an méid do bhí iondul amach chum cogaidh.

37. An méid do háirmheadh díob, edhon do thréibh Bheniamin, do bhádar cúig mile, agus triochad, agus ceithre chéud.

38. Do chloinn Dan do réir a ngínealach, do réir a muintear ar tigh a naithreadh do réir uibhre a nanman, ó aois fhichid bliadhan agus ós a chionn, an mhéid do bhí iondul amach chum cogaidh.

39. An méid do háirmheadh díob .i. do thréibh Dan, do bhádar dá mile, trí fichid, agus seacht gcéd,

40. Do chloinn Aser do réir a ngínealach, do réir a muintire ar tigh a naithreadh do réir uibhre a nanman ó aois fhicid bliadan, agus ós a chionn, an méid da dtáinic dul amach san ccogadh.

41. An méid do háirmheadh díobh, eadhon do thréibh Aser, do bhádar aon agus dá fhicid mile, agus cúig chéud.

42. Do chloinn Naphtali ar feadh a ngínealach do réir a muintire, ar tigh a naithreadh do réir uibhre a nanman ó aois fhicid bliadan 7 ós a chionn, an méid do bhí iondul amach chum cogaidh.

43. An méid do háirmheadh díob, eadhon do thréibh Naphtali do bhádar trí mile agus caogad, agus ceithre chéud.

44. Ag so so iad sin do háirmhedh, noch do áir Maóise, agus Aaron agus prionnsadha Israel, ar mbeith dóibh na ndá fer dég: do bi gach aóinnech diob ar son tighe a aithreach féin.

45. Mar sin do bádar uile an méid do háirmhedh do chloinn Israel do réir tighe a naithreach ó aois fichid bliadhan agus ós a chionn, an méid do bí iondul amach do chum cogaidh an Israel.

47. An méid umorro do háirmhedh uile, do bádar sé chéud míle, agus trí míle agus cúig chéud, ⁊ caogad,

47. Acht níor háirmhedh na Lebhitigh do réir treibhe a naithreach, iona measc.

48. Oir do labhair an Tighearna ré Maóise dá rádh.

49. A mháin ní choimhairmfe tú treabh Lebhi, ⁊ ná glac a suim a measc chloinne Israel.

50. Acht oirdeóchaidh tú na Lebhitigh ós cionn tabernacuil na fiadhnuisi, agus ós cionn a soitheach uile, agus ós cionn gach éinneithe da mbeanann ris: iomchóraidh siad an tabernacul agus a uile shoitheach, agus do dhéanaidh frithólamh dó, agus do dhéanaidh forlongphort fa gcuairt timchioll an tabernacuil.

51. Agus a nuair ghluaisfios an tabernacul ar aghaidh, a ríadh na Lebhitigh leagfas a nuas é, agus a nuair bhias an tabernacul dá chur na sheasamh, is iad na Lebhitigh chuirfeas suas é: agus an coimhthigheach thiucfas na chomhghar cuirfidhear chum báis é.

52. Agus suidheóchaid clann Israel a lóistinighe gach aóndaoine aca a bhfochair a forlongphuirt féin, agus gach éandaoine láimh ré na bhratach féin ar fad a sluaigh.

53. Ast suidheóchaid na Lebhitigh a scáláin fa gcuairt timchioll thabernacuil na fiadhnuise, chor nach bia díbhfearg ar bith ar choimhthionól chloinne Israel: agus is iad na Lebhitigh bhias a gcúram coimhéda thabernacuil na fiadhnuise.

54. Agus do rinneadar clann Israel do réir a nuile neithe do ráidh an Tighearna ré Maóise, is mar sin do rinneadar san.

# Caib. 2.

Agus do labhair an Tighearna ré Maóise, agus ré hAaron dá rádh.

2. Suidheóchaidh gach uile dhuine do chloinn Israel láimh ré na bhratach féin maille ré bratachaibh tighe a naithreach: a bfad a mach timchioll fa gcuairt thabernacuil an choimhthionóil suidheóchaid siad.

3. Agus don taobh shoir leith ré héirghe na gréine suidheóchaid lucht bratach forlongphuirt Iúdah ar fedh a sluaigh, agus Naason mac Aminadab bhias na chaiptín ar chloinn Iúdah.

4. Agus ba hé líon a sluaigh, agus an méid so do háirmhedh díob do bádar ceithre míle dhéug, agus trí fichid agus sé chéud.

5. Agus an luchd suidheóchus ni is foisge dó, budh iad treabh Isachar, agus Netaneel mac Suar sé bus caiptín do chloinn Isachar.

6. Agus a shluagh agus an méid do do háirmhedh díob, do bádar caogad agus ceithre míle, agus ceithre chéd.

7. Ansin treabh Sebulun, agus Eliab mac Helon sé bus caiptín ar chloinn Sebulun.

8. Agus a shluagh, agus an méid do háirmhedh díob, do budh caogad agus seacht míle agus ceithre chéud.

9. A nuile do háirmhedh a bhforlongphort Iúdah, do budh céad míle, agus ceithre fichid míle, agus ceithre chéd líon a sluaigh: is iad so ragus a mach an túr.

10. Don taoibh theas bias bratach champa Reuben do réir a sluagh agus

agus buḋ é Elisur mac Sédeur caiptín ċloiṅe Reuben.

11. Agus a ṡluaġ, agus an méid do háirimeḋ díob sin, do bádar dá ḟichiod agus sé mile, agus cúig ċéd.

12. Agus an luċd ṡuiḋfeas láim ris buḋ iad treab Shimeon, agus caiptín ċloiṅe Shimeon buḋ é Selumiel mac Surishaddai.

13. Agus a ṡluaġ, agus an méid do háirimeḋ díob, do bádar na gcaogad agus na naoi mile, agus na ttri ccéd.

14. Ann sin treb Gad: agus buḋ é Eliasaph mac Reuel caiptín cloiṅe Gad.

15. Agus do buḋ é a ṡluaġ agus an méid do háirimeḋ díob, ceaṫracad ⁊ cúig mile, agus sé céd agus caogad.

16. An méid do háirimeḋ a bforslongport Reuben do bádar céd mile ⁊ caogad, ⁊ a líon ⁊ ceiṫre mile ċéud agus caogad líon a ṡluaiġ: agus is iad raċas amaċ ansa dara hordúgaḋ.

17. Ansin gluaisfiḋ tabernacul an ċomċruiṅiġṫe ar aġaiḋ le campa na Lebiteaċ ameadon an ċampa: mar as gnáṫ a ccampa suiḋeaḋ, mar sin raċaid siad ar a naġaiḋ gaċ duine na áit féin a bfoċair a mbratach.

18. Don taoib siar biaḋ bratach ċampa Ephráim do réir a ṡluaiġ: agus buḋ é caiptín ċloiṅe Ephraim Elisama mac Amihúd.

19. Agus a ṡluaġ agus an méid do háirimeḋ díob, do buḋ ceaṫracad mile, agus cúig ċéd.

20. Agus láim ris biaḋ treb Mhanasseh, agus buḋ é caiptín ċloiṅe Mhanasseh Gamaliel mac Pedahsur.

21. Agus a ṡluaġ agus an méid do háirimeḋ díob, do buḋ trioċad agus dá ṁile agus dá ċéd.

22. Ansin treb Bheniamin, agus buḋ é Abidan mac Ghideoni caiptín ċloiṅe Bheniamin.

23. Agus a ṡluaġ agus an méid do háirimeḋ díob, do buḋ triocad agus cúig ṁile agus ceiṫre céd.

24. An méid go háirimeḋ do ċampa Ephraim do bádar céd mile agus oċt mile agus céud líon a ṡluaiġ: ⁊ raċaid siad ar a naġaiḋ san treas ranc.

25. Bratach ċampa Dan biaiḋ sí don taob ṫuaiḋ maille ré na ṡluaġaib, agus buḋ é Ahieser mac Amishaddai, caiptín ċloiṅe Dan.

26. Agus a ṡluaġ agus an méid do háirimeḋ díob, do buḋ trí fiċid agus dá ṁile agus seaċd gcéd.

27. Agus an drong ḋionas campa na ġar buḋ iad treb Aser, agus caiptín ċloiṅe Aser buḋ é Pagiel mac Ocran.

28. Agus a ṡluaġ agus an méid do háirimeḋ díob, do buḋ dá ḟiċid agus aon mile agus cúig ċéd.

29. Ann sin treb Naphtali, agus buḋ é Ahira mac Enan caiptín ċloiṅe Naphtali.

30. Agus a ṡluaġ agus an méid do háirimeḋ díob, do buḋ caogad agus trí mile, agus ceiṫre ċéd.

31. An méid do háirimeḋ a ccampa Dan, do buḋ céd mile agus caogad agus seaċt, is iad sin raċus fa deireaḋ lena mbratacaib.

32. Is iad so an méid do háirimeḋ do ċloiṅ Israel do réir ṫiġe anaiṫreaḋ an méid uile do háirimeḋ do na forlongportaib ar feaḋ a ṡluaġ, do buḋ sé ċéud mile, agus trí mile agus cúig ċéd agus caogad.

33. Aċt níor háirimeḋ na Lebitiġ a measc ċloiṅe Israel mar do aiṫin an tiġearna do Mhaoise.

34. Agus do riġneadar clann Israel do réir gaċ a noroiġeaċt an tiġearna re Mhaoise: mar sin do ṡuiḋeadar a bfoċair a mbratacha, agus mar sin do ċuadar ar a naġaiḋ, gaċ duine do réir a ċinnḋtire, do réir ṫiġeaḋ a naiṫreaḋ.

## CAIB. 3.

IS iadso mar an gcéadna geinealach sleachta Aáron agus Mhaoise, annsa ló ionar labhair an tighearna re Maoise ar sliabh Sinai.

2. Agus is iad so anmanna cloinne Aáron, Nadab an * chéidghin agus Abihu, Eleásar, agus Itámar.

* Exod.6. 23.

3. Is iad so anmanna mac Aáron, na sagart do hungadh, noch do choisrig sé chum seirbhise do dhéanamh a noifig an tsagairt.

4. * Agus fuair Nadab agus Abihu bás a láthair an tighearna a nuair do rinneadar offráil do theinidh coimhthigh a láthair an tighearna a bhfásach Sinai, agus ní raibh clann aca: agus Eleásar, agus Itamar do bádar ag miniostralacht a noifig an tsagairt a radharc Aáron a nathar.

* Lebhit. 10. 1. Caib. 26. 61. 1 Chroin. 24. 2.

5. Agus do labhair an tighearna re Maoise dá rádh.

6. Tabhair treabh Lebhi a láthair, agus tairbhir iad a láthair an tsagairt Aáron; ionnus go ndéarnaidís friotholamh dó.

7. Agus coimheodaid siad a chúram-san, agus cúram an chomhthionóil uile ar coinne tabearnacuil an chomhchruinnighthe do dhéanamh fritheoilte an tabearnacuil.

8. Agus taisgeochaid uile ionstrumaintigh tabearnacuil an chomhchruinnighthe, agus cúram chloinne Israel do dhéanamh fritheoilte an tabearnacuil.

9. Agus do bhéara tú na Lebhitigh do Aáron agus dá mhacaibh: atáid ar na ttabhairt dó go hiomlán amach ar cloinn Israel.

10. Agus óirdeocha tú Aáron, 7 a mhic, agus béid ag feitheamh ar oifig an tsagairt: agus an coimhightheach thiucfas na gar cuirfighear chum báis é.

11. Agus do labhair an tighearna re Maoise dá rádh.

12. Agus mise, féuch mise, do thóg mé na Lebhitigh amach ar cloinn Israel a náit a nuile chéidghin da bfosclann an bhrú a measc cloinne Israel: uime sin budh liomsa na Lebhitigh.

13. Do chionn gur liom a nuile chéidghin: * óir an lá do bhuail mé an uile chéidghin a gcrích na Hégipte, do naomhuigh mé dam féin a nuile chéidghin an Israel, edir dhuine agus ainmhidhe, budh liomsa iad: is mise an tighearna.

* Exod.13. 2. Lebhit. 27. 26. Caib. 8. 16. Luc. 2. 23.

14. Agus do labhair an tighearna re Maoise a bhfásach Sinai, dhá rádh.

15. Comháir clann Lebhi do réir tighe a naithreadh, do réir a muintire: a nuile firionnach ó mhí suas agus ós a chionn, coimháirfe tú iad.

16. Agus do chomháir Maoise iad do réir breithre an tighearna, mar do haitheantadh dhe.

17. * Agus dob iad so mic Lebhi do réir a nanmann, Gerson agus Chohat, agus Merári.

* Gein.46.11. Exod. 6. 16. Caib. 26. 57. 1 Chroin.6.1.

18. Agus is iad so anmanna mac Gerson do réir a muintire; Lebni, agus Simei.

19. Agus mic Chohat do réir a muintire; Amram, agus Isahar, Hebron agus Ussiel.

20. Agus mic Mherári do réir a muintire; Mahli agus Musi: is iad so sleachda na Lebhiteach do réir tighe a naithreadh.

21. O Gherson atá cineadh na Libniteach, agus cineadh na Simiteach: is iad so sleachda na Ngersoniteach..

22. An méid do háirmheadh díobh réir uibhre a nuile firionnaigh ó mhí suas agus ós a chionn, an mhéid do háirmheadh dhíobh, do bádar seacht míle agus cúig céd.

23. Sliocht mhuintir na Ngersoniteach ar chúla an tabearnacuil taoibh siar.

24. Agus budh é Eliasaph mac Láel

ceann

ceñ tighe athar na Ngersonitech.
25. Agus budh é cúram mhac Gerson a ttabernacuil an choimhthionóil, an tabernacuil agus an lóistin, agus a bfolach sin, agus crochadh chum doruis thabernacuil an choimhthionóil.
26. Agus crochadh na cúirte, agus an chuirtin chum doruis na cúirte noch atá láimh ris an ttabernacuil, agus láimh ris a naltóir fa gcuairt, agus a gcórduighe sin chum a seirbhise sin.
27. Agus ó Chohath bádar muinntear na Namramitech, agus muinntear na Nisharitech, agus muinntear na Nebronitech, agus muinntear na Nuisielitech: is iad so muinnteara na gCohatitech.
28. A nuile duine a bfirionach ó mhí dhaois agus ós a chionn do bádar ocht míle, agus sé chéd, ag coimhéad cúraim na sanctora.
29. Muinnteara mhac Chohath suidheochaid ré taobh an tabernacuil don taoibh theas.
30. Agus budh é Elisapan mac Uissiel ceñ tighe athar muinntear na gCohatitech.
31. Agus budh é a ccúram a Náirc, agus an bórd, agus an coinnleóir, agus na haltóra, agus soithighe na sanctóra lé ndénaid friotholamh, agus an crochadh agus a nuile seirbhis bheanas ris.
32. Agus budh é Eleásar mac Aaron an sagart, bias na cheñ ós cionn na ndruinge áirde do na Lebhitibh: agus is aige bias feitheamh ós cionn an luchd coimhéadas cúram na sanctora.
33. O Mherári do bhí muinntear na Mahlitech, agus muinntear na Muisiteach: is iad so muinnteara Mherári.
34. Agus an méid do háirmhedh díobh do réir uimhre na bfirionach uile ó mhí dhaois, agus ós a chionn, bá sé míle agus dá chéd.
35. Agus dob é Suriel mac Abihail ceñ tighe athar muintire Merári: suidheochaid so fúta ré taobh an tabearnacuil budh thuaidh.

36. Agus béid bórda an tabernacuil fa chumdach agus fa chúram mhac Merári, agus na barraighe bhenas ris, agus na piléir, agus na soicéid, agus a nuile soithighe sin, agus a nuile ní fhoghnas dó.
37. Agus piléir na cúirte timcioll fa gcuairt, agus a soicéid, agus a ttairngidhe agus a gcórduighe.
38. As an luchd so do ní foslongphurt ar choimhe an tabernacuil leath soir, eadhon ar choimhe thabernacuil an choimhthionóil leth soir, budh iad Maoise agus Aaron agus a mhic bias ag coimhéad cúraim na sanctora, ar son chúraim chloinne Israel; agus an coimhightheach thiucfas a ngar báisfeochar é.
39. An méid do háirmhedh do na Lebhitibh noch do chomhair Maoise agus Aaron le haithne an tighearna ar feadh a muinntear, a nuile fhir ó mhí dhaois agus ós a chionn, do bádar fichte, agus dá mhíle.
440. Agus a dubhairt an tighearna ré Maoise, comhair a nuile chéidghin fhirionda do chloinn Israel maille ré huimhir a nanman ó mhí dhaois agus ós a chionn, agus glac uimhir a nanman.
41. Agus glacfa tú na Lebhitigh dhamhsa (misi an tighearna) a náit a nuile chéidghin a measc chloinne Israel, agus áirnéis na Lebhitech ar son gach céidbheith a measc áirnéise chloinne Israel.
42. Agus do chomhair Maoise mar do aithin an tighearna dhe, a nuile chéidghin a measc chloinne Israel.
43. Agus a nuile chéidghin fhirionda maille ré huimhir a nanman ó mhí dhaois, agus ós a chionn, an méid do háirmhedh díobh do bádar fichte agus dá mhíle agus da chéud, agus trí fichid, agus a trí déug.
44. Agus do labhair an tighearna ré Maoise dá rádh.
45. Glach chugad na Lebhitigh a náit a nuile chéidghin a measc chloinne Israel, ⁊ áirnéis na Lebhitech a nionad a náirnéise, ⁊ budh liomsa na Lebhitigh: misi an tighearna.
45. Agus ar son an méid atá ré na bfuasgladh don dá chéd agus don trí fichid, agus a trí déug, do na chéid-
ghinibh

ġinibh ċloinne Israel, noċ is mó ná
na Lebhitigh.

47. Glacfa tú eadhon cúig ſe-
cel ón dhuine do réir a ccenn: do réir
ſecel na ſanctóra glacfas tú iad, is
*Exod.30.13. Lebh.27.25. Caib.18.16: Ezec.45.12. * fiche gerah an ſecel.

48. Agus do bhéara tú an tair-
giod uait lé bfuascaltar a ngbh-
ir corr dhiobh, do Aáron agus
dá macaib.

49. Agus do ghlac Maóise airgeod
na fuasculta ón luċd do bhí ós a ccionn
sin, noċ do fuasclad leis na Lebhitib.

50. O ċéidġinibh chloinne Israel
do thóg sé an tairgiod, mile a-
gus trí chéad, agus trí ficid agus
cúig ſecel, do réir ſecel na ſan-
tóra.

51. Agus tug Maoise airgeod an
mhéid do fuascladh dhiobh do Aá-
ron agus dá mhacaib, do réir bhréi-
thre an tighearna, mar do aithin an tigher-
na do Mhaóise.

CAIB. 4.

Agus do labhair an tighearna
ré Maóise, agus ré hAá-
ron ga rádh.

2. Glacaidh suim mac
Chohat ó beith a measc ghine
mac Lébhi, do réir a muinntear tre tigh a
naithreadh;

3. O thríoċad bliadan daois, agus
ós a ċion, go nuige umurro caogad
bliadan daois, a nuile dhuine raċus ann-
sa sluagh do dhéanam saothair a ttaber-
nacuil an ċoimhchruinnighthe.

4. Si so serbhis bhias ag macaibh
Chohat a ttabernacuil an ċoimhchru-
innighthe timċioll na neithedh ro naomh-
tha.

5. Agus a nuair raċus an sluagh
ar a naghaidh, tiucfa Aáron agus
a mhic, agus leagfaid síos an brat
folaighe agus foileochaid airc na fiad-
naise leis.

6. Agus cuirfid air an bfolaċ do
ċhroicnibh broc, agus leithneochaid tóib
a muigh air éadach do ghorm uile, agus
cuirfid a maidide a steach ann.

7. Agus air * bord an aráin tais- *Exod.25.30.
bénta, leithneochaid siad éadach do
ghorm, agus cuirfid na miasa air sin,
agus na liacha agus na scálaide agus
na folaigh foileochus; agus biáidh an ta-
rán síorraidhe air.

8. Agus leithneochaid siad éadach
scárlóide orra, foileochaid siad sin
lé folach do ċhroicnibh broc, agus
cuirfid a maidide a steach ann.

9. Agus géabhaid chuca éadach do
ghorm agus foileochaid coinnleóir an
tsolais, agus a lampaide, agus a *Exod.25.38. 37.
thenchuirride, * agus a miása smóil agus a uile shoi-
thighe ola, lé ndéanaid siad friotolum dhó.

10. Agus cuirfid siad é féin agus
a shoithighe uile a stigh a bfolach do ċhroi-
cnibh broc, agus cuirfid siad air
barra é.

11. Agus air a naltóir órdha
leithneochaid siad éadach do ghorm,
agus foileochaid é dfolach do ċhroi-
cnibh broc, agus cuirfid na maidide
fói.

12. Agus geabhaid chuca uile ion-
strumintigh an friotoilte lé ndéanaid
serbhis ann sa tsanctóir, agus cuirfid
iad a néadach do ghorm, agus foileo-
chaid iad dfolach do ċhroicnibh broc, a-
gus cuirfid ar barra iad.

13. Agus béaraid leó an luaith ón
altóir agus leithneochaid éadach purpair
air.

14. Agus cuirfid air a soithighe
uile le ndéanaid friotolam gacha taobh de
marta cionnsciur na tuise, na habhala,
agus na sluaiste, agus na báisinigh
agus uile shoithighe na haltóra, a-
gus leithneochaid siad air folach do ċhroi-
cnibh broc, agus cuirfid a maidide fó.

15. Agus a nuair chríochnochus Aá-
ron, agus a mhic folach na sanctóra a-
gus uile shoithighe na sanctora, mar bhias

an campa ag gluasas ar agaidh ; tar éis sin tiocfuid mic Chohat dá iomcar : acd ni benfuid re héinni beannuigte, degla a mbásuigte. Ag so ualach mac Chohat a ttabernacuil an comchruinnighte.

16. Agus re hoifig Eleásair mic Aáron an sagart benus a nola cum an tsolais, agus an tuis deagboluid, agus a nosráil laetheamhuil bhidh, agus * a nola ungtha, agus feiteamh ós cionn an tabeárnacuil uile, agus gach uile neithe da bhfuil ann .i. anns a tsanctóir, agus iona soightigib.

*Exod.30.34.
Exod.30.23.

17. Agus do labair an tighearna re Maóise agus re hAáron gá rád.

18. Ná gerruid a mac treibh muinntera na gCohatiteach ó beith a measc na Lebiteach.

19. Acht déanuidh mar so riú, chor go mairfid siad agus nach bfuighid bás, a nuair thiocfaid a ngar na neitheann ronaomtha; racuidh Aáron ⁊ a mic a steach, ⁊ oirdeocuid gach éinneach díob iona seirbhis féin ⁊ iona ualach.

20. Acht ni racuid siad a steach dféchuin an uair foileochtar na neithe naomhtha, deagla go bhfuighedis bás.

21. Agus do labair an tighearna re Maóise dá rád.

22. Glac chugad mar an gcéadna suim mac Gerson, líon tighe a naithreadh do réir a muinntear ;

23. O thriochad bliadhan daois, agus ós a cionn go nuige caogad bliadhan daóis áireomus tú an méid ata iondúl chum cogaidh do dhéanamh na hoibre a ttabernacuil an chomchruinnighte.

24. Si so seirbhis muintire na Ngersoniteach, seirbhis do dhéanamh ⁊ ualach diomchair.

25. Agus iomchorruid siad cuirtinigh an tabernacuil, agus tabernacul an chomhchruinnighte, a pholach agus an folach do chroicnib broc bias suas air, agus brat doruis thabernacuil an chomchruinnighte.

26. Agus crochadh na cuirte, agus crochadh do dhorus gheata na cuirte, noch bias láimh ris an tabernacuil agus ris a naltóir timcioll fa cuairt, agus a ccordaighe agus a nuile instruimeint a seirbhise, agus gach uile ni da ndearnadh dóibh: is mar sin do dhéanuid a bfriothólamh.

27. Ar ordughadh Aáron agus a mac bias seirbhis no Ngersoniteach uile iona nualaighib agus iona seirbhis uile : ⁊ oirdeochuid sibh dóibh a gcúram a nualaighe uile.

28. Si so seirbhis mhuinntire mhac Gerson a ttabernacuil an chomhchruinnighte, agus biaidh a gcúram fór láimh Itamar mac Aáron an sagart.

29. Ar son mac Mherári comháirmfe tú iad do réir a muinntear tre thigh a naithreadh ;

30. O thriochad bliadhan daois agus ós a chionn go nuige caogad bliadhan daóis áireomas tú iad, gach uile dhuine da racaid chum seirbhise do dhéanamh oibre thabernacuil an chomchruinnighte.

31. Agus sé so cúram a nualaigh do réir an uile seirbhise a ttabernacuil an chomchruinnighte, * cláir an tabernacuil, agus a barruidhe agus a piléir agus a soicéid.

*Exod.26.15.

32. Agus piléir na cuirte timcioll fa gcuairt, ⁊ a soicéid ⁊ a tairrngidhe, ⁊ a gcórdaighe maille re na nuile instrumentib, ⁊ maille re na nuile seirbhis: ⁊ áirmeochtha sibh go hainmneamhuil ionstrumentigh chúraim a nualaidh.

33. Si so seirbhis muintire mac Mherári do réir a seirbhise uile a ttabernacuil an chomchruinnighte fo láimh Itamar mic Aáron an sagart.

34. Agus do áir Maóise agus Aáron ⁊ deaghdhaoine an chomchruinnighte na Cohatitigh do réir a muinntear, agus do réir tighe a naithreadh ;

35. O thriochad bliadhan daois, ⁊ ós a chionn go nuige caogad bliadhan daóis, gach éinneach da ttéid san tseirbhis chum na hoibre a ttabernacuil an chomchruinnighte.

36. Agus

36. Agus an méid do háiriṁeaḋ díob do réir a muinnter do bádar mile, seacht ccéud agus caogad.

37. Agus is iad so an méid do háiriṁeaḋ do ṁuinntearaiḃ na cCohaiteaċ, an méid dár ḃféidir seirbhis do ḋéanaṁ a ttabernacul an ċoṁċruinniġ, noċ do áir Maoise ⁊ Aaron, do réir aiṫne an tiġearna lé láiṁ Ṁaoise.

38. Agus an méid do háiriṁeaḋ do ṁacaiḃ Gerson, lion a muinntear ⁊ tre ṫiġ a naiṫreaḋ;

39. O ṫriocad bliaḋan d'aois ⁊ ós a ċionn go nuige caogad bliaḋan d'aois, a nuile duine da raċaiḋ ann sa tseirbhis cum oibre ṫabernacuil an ċoṁċruinniġṫe,

40. An méid do háiriṁeaḋ díob lion a muinntire, ó tre ṫiġṫiḃ a naiṫreaḋ, do bádar dá ṁile sé ċéd agus triocad.

41. Is iad so an méid do háiriṁeaḋ do ṁuinntearaiḃ mac Gerson, don uile dá ttáinic seirbhis do ḋéanaṁ a ttabernacul an ċoṁċruinniġṫe, noċ do áir Maoise ⁊ Aaron do réir aiṫne an tiġearna.

42. Agus an méid do háiriṁeaḋ do ṁuinntearaiḃ mac Merári ar feaḋ a muinntear tre ṫiġ a naiṫreaḋ;

43. O ṫriocad bliaḋan d'aois, ⁊ ós a ċionn go nuige caogad bliaḋan d'aois, a nuile duine dá dtéid ann sa tseirbhis, cum oibre ṫabernacuil an ċoṁċruinniġṫe:

44. An méid do háiriṁeaḋ díob do réir a muinntire, do badár trí mile agus dá ċéud.

45. Is iad so an méid do háiriṁeaḋ do ṁuinntir mac Merári, noċ do áir Maoise ⁊ Aaron, do réir bréiṫre an tiġearna le láiṁ Ṁaoise.

46. An méid sin uile dár háiriṁeaḋ do na Lebitiḃ, noċ do áir Maoise ⁊ Aaron, ⁊ maiṫe ċloinne Israel, do réir a muinntire, ⁊ do réir tiġe a naiṫreaḋ;

47. O ṫriocad bliaḋan d'aois ⁊ ós a ċionn go nuige caogad bliaḋan d'aois, gaċ éinduine da ttáinic dul do ḋéanaṁ seirbhise ministralaċda ⁊ seirbhise a nualaiġ a ttabernacul an ċoṁċruinniġṫe:

48. An méid do háiriṁeaḋ díob do bádar oċt mile ⁊ cúig céud ⁊ ceiṫre fiċid.

49. Do réir aiṫne an tiġearna do háiriṁeaḋ iad lé láiṁ Ṁaoise, gaċ éinduine do réir a seirbhise agus do réir a ualaiġ: mar so do coṁáireaḋ iad leis, mar do aiṫin an tiġearna do Ṁaoise.

---

## CAIB. 5.

Agus do labair an tiġearna re Maoise dá rád.

2. Aiṫin do ċloinn Israel go * ccuirid amaċ as an gcampa gaċ éinlobar agus gach aon ar a bhfuil * silt, agus gioḃ bé ar biṫ bias truailliġṫe ó * ṁarḃ. * Lebh. 13. 3. * Lebh. 15. 2. * Lebh. 21. 1.

3. An fearḃa agus an bannḋa araon cuirfiḋe amaċ, taoiḃ amuiġ don ċampa cuirfiḋe iad: cum naċ ttruaillfid siad a bforlongphort, noċ a cconnuiġimsi na meḋon.

4. Agus do rinneadar clann Israel sin, agus do ċuireadar a maċ taoiḃ a muiġ don forlongport iad: mar a dubairt an tiġearna ré Maoise, is mar sin do rinneadar clann Israel.

5. Agus do labair an tiġearna ré Maoise dá rád.

6. Abair re cloinn Israel, a * nuair do ḋéana fear no bean peacaḋ ar biṫ, noċ do niḋ daoine, do ḋéanaṁ sáruiġṫe a naġaiḋ an tiġearna, agus go mbi an duine sin ciontaċ; * Lebh. 6. 3.

7. Ann sin aideoṁuid siad a bpeacaḋ noċ do rinneadar: agus aiseogaiḋ sé a ċoir maille ré na * priṁsiopail sin, agus cuirfiḋ na ċionn an cúigeaḋ cuid de, agus do ḃéara don té a ndearna an ċoir na aġaiḋ é. * Lebh. 6. 5

8. Ar muna raiḃ braṫair gaoil ag an duine ré leiseocta sé an díoġbáil, díoltar an ċoir do leasuġaḋ ris an tiġearna, eadhon don tsagart; taoiḃ amuiġ do reiṫe an ḟoruiġ lé ndéantar síoṫċáin dó.

9. Agus gach uile oifráil do na huile neiṫiḃ naoṁṫa beiras re cloinn Is-

ael bhéaruidh siad chum an tsagairt, budh leis féin é.

10. Agus budh leis-sion neithe naomhtha
* Lebhit. 10. 13. gach uile duine: gidh bé ar bith ni bhronfas duine don tsagart, budh * leis-sion é.

11. Agus do labhair an tighearna re Maoise ga rádh.

12. Labhair re cloinn Israel agus abair riú, ma théid bean fir ar bith do leth taoibh, agus coir do dhéanamh an aghaidh.

13. Agus go luidhfeadh fear le go colluidhe, agus go bfoileochtar sin as radharc a fir, agus go ccumhdeochthair é go sechréideach, agus isi do thruailleadh, agus nach beith fiaduin ar bith na haghaidh, agus nach mo bheirthear uirre san ngniomh;

14. Agus go ttiucfa spiorad éda air-sion, agus go mbia sé éadmhar ré na mhnaoi, agus ise ar na truailleadh: nó má thig spiorad an éada air, agus go mbia éadmhar do thaoibh a mhná agus nach ttruailligher isi.

15. Annsin bheuruidh an fear a bhean chum an tsagairt, agus do bhéura sé ofráil ar a son, an deachmhadh cuid do Ephah do mhin eorna: ni chuirfidh sé ola ar bith air: óir is ofráil éada í, ofráil chuimhnighthe ag tabhairt uile a ccuimhne.

19. Agus do bhéara an sagart ise a ngar, agus suidheochuidh sé a láthair an tighearna í.

17. Agus glacfuidh an sagart uisce coisreactha a soitheach criadh, agus cuid don chriaidh bhias ar urlár an tabernacuil glacfuidh an sagart é, agus cuirfe anns an uisce é.

18. Agus suidheochuidh an sagart an bhean as coinne an tighearna, agus nochdfuidh ceann na mná, agus cuirfidh ofráil an chuimhnighthe iona lámhuibh, sé sin ofráil a néda; biaidh ag an tsagart na láimh an tuisce searbh do bheir fa dheara mallughadh.

19. Agus béuruidh an sagart mionna uirre-si, agus déara ris an mnaoi, mun ar luidh éndhuine leat, ⁊ muna ndeachuidh tú do leth taoibh a neimhghloine le fear oile a náit th'fir féin, bidh-si saor ó nuisce searbh-so, noch do chuireas an mallughadh.

20. Achd ma chuaidh tú do leath taoibh chum duine eile a náit th'fir pósta, agus má tá tú ar do thruailleadh, agus gur luidh fear éigin leat, taobh a muigh dot fhear pósta féin:

21. Ann sin cuirfidh an sagart do chúram air an mnaoi maille re mionnuibh an mhalluighthe, agus déara an sagart ris an mnaoi, go ndearna an tighearna mallughadh agus mionna diót a measc do mhuinntire, a nuáir do bhéara an tighearna ar do thairbhféith lobhadh agus ar do bholg at:

22. Agus an tuisce-si chuireas an mallughadh rachaidh sé ann do mhionach do thabhairt ar do bholg at, agus do cheathramhain lobhadh: agus a déara an bhean Amen, Amen.

23. Agus scriobhtuidh an sagart na malluighthe-si a leabhar, agus teilgfidh a mach iad leis a nuisce searbh:

24. Agus do bhéura fa deara don mnaoi an tuisce searbh dól, agus an tuisce do bheir an mallughadh rachaidh sé innte, agus biaidh searbh.

25. Ann sin glacfuidh an sagart an ofráil éda as láimh na mná, agus tonnfuidh an ofráil a láthair an tighearna, agus ofráilfidh í ar an altóir.

26. Agus glacfuidh an sagart lán glaice don ofráil .i. a cuimhne sin, agus loiscfidh ar an altóir é, agus na dhiaigh sin do bhéra ar an mnaoi an tuisce ól.

27. Agus a nuair bhéara sé uirre an tuisce ól, tiocfuidh a ccrich ann sin má bhionn sí ar na truailleadh agus go ndearna coir a naghaidh a fir go rachuidh an tuisce do bheir an mallughadh innte, agus go mbiaidh searbh agus atfuidh a bolg, agus lobhthuigh a tairbhféith, agus biaidh an bhean mallaighthe a measc a daoine.

28. Agus muna raibh an bhean ar na truailleadh achd go mbia glan, ann sin biaidh sí saor agus tuismeochthar síol lé.

29. Isé

29. Sé so dliġeḋ na néud a nuáir ṫéid ben a leṫ taoib go fer eile a náit afir féin, agus go mbia truaillighṫe.

30. Nó a nuair ṫiocfas spiorad a néuda airsion, agus go mbia éud air re na mnaoi, agus go ccuirfiḋ an ben a láṫair an tiġerna agus go gcríoċnoċuiḋ an sagart an dliġeḋ so uile uirre.

31. Ann sin biaiḋ an fer neimċiontaċ ó liccúirt, agus fuileongaiḋ an benso ar son a héicceirt.

## CAIB. 6.

Agus do labair an tiġerna re Maóise ḋá ráḋ.

2. Labair re cloinn Israel agus abair riú, a nuair ḋeileoċus fer no ben do ṫabairt móide mar móid na Nasaritech, agus iad féin dedirḋeluġadh don tiġerna.

3. Seċonnuiḋ sé é féin ar ḟion, agus ar ḋiġ láidir, agus ni ioba finegra fíona nó finegra ḋiġ láiḋre, agus ni mó ibtios deoch do súġ caor ar biṫ, ni mo iósas caora fliuċa nó tiorma.

4. Ar feḋ laeṫeḋ a seċhanta ni iosa einni do niṫer do ċrann na finemna ón scellán go nuige an mogull.

5. Ar feḋ laeṫeḋ móide a scarṫa ni raċa * scian beártha ar a ċionn: go rabaid na láeṫe coimlionta ar edirḋeluġ é féin don tiġerna biaiḋ sé naomṫa, agus léigfiḋ sé do ċiabuib gruáige a ċinn fás.

*Breithemh. 13. 5. 1 Sam. 1. 11.

6. Ar feḋ na laeṫeḋ a raċaidh air leith don tiġerna ni ṫiocfa a ngar ḋo ċuirp mairb.

7. Ni ḋéna sé é féin neimġlan ar son a aṫar, nó air son a ṁaṫair, nó ar son a ḋerbraṫar, nó ar son a ḋeirbsheṫar a nuáir raċuiḋ déug: oir atá benuġaḋa Dhé ar a ċionn.

8. Ar feḋ aimsire a iomscarṫa atá sé naomṫa don tiġerna.

9. Agus má ġeib duine ar bith bás go ró obann na ḟoċair, agus go ttruaillfiḋ sé cenn a naomhthachda, agus ann sin beárrfa sé a cheann a ló a ġlanta, ar an seċhtmhadh lá beárrfas sé é.

10. Agus ar an oċṫmaḋ lá do bhéara sé ḋá ṫurtuire, nó ḋá ċolum óga ḋum an tsagairt go dorus ṫabernacuil an coimċruinniġṫe.

11. Agus ofráilfiḋ an sagart don aca ar son ofrála peacaidh, agus an téun eile ar son ofrala loiscṫe, agus do ḋéna síṫ ar a ṡon; óir do ṗecaiḋ leis an marbh, agus naomṫoċuidh sé a chenn san ló ċéadna.

12. Agus coisreoċuidh sé don tiġerna laeṫe iomscartha, agus do bhéara uan don ċéad bliaḋuin leis ar son ofrála eigceirt: acḋ do ċaill na láiṫe do ċuaiḋ ṫairis ar an adbar gur truailleadh a iomscaradh.

13. Agus sé so dliġedh an Nasaritiġ: a nuair ċoimhliontar laethe edirdhealuighthe, bearthar é go dorus ṫabernacuil an ċoimċruinniġthe.

14. Agus ofralfuidh sé a ofráil don tighearna, eadhon éan uan firionn don chéad bhliadhuin gan toibhéim ar son ofrála loiscṫe, agus én uan bainionn don chéad bhliadhuin gan toibhéim linneiṫe gan toibeim air son ofrala peccuidh.

15. Agus cleibhin daran gan laibhin, cácuiḋe do phlúr fhinealta cumuisgṫe lé hola, agus abhlanna daran gan laibhin ungtha lé hola, agus an ofráil bhidh, agus a nofrála dighe.

16. Agus do bhéara an sagart iad a láṫair an tiġerna, agus do ḋéna ofráil peacuiḋ agus ofráil loiscṫe.

17. Agus ofráilfiḋ sé an reiṫe mar iodbuirt ofrála síoḋa don tiġerna maille

maille ris an ccléibin aráin gan laibhin: offrálfaidh an sagart mar an gcédna offráil bhidh agus offrála dighe.

* Gniomh. 21. 24.

18.* Agus bearrfaidh an Nazaritech ceann a iomscartha, ag dorus thabernacuil an choimhthionoil; agus glacfaidh gruag cinn a dhealaighthe, agus cuirfidh ansa teinidh noch atá fáoi iodhbairt offrála na síodha.

19. Agus glacfaidh an sagart slinnéun bruithe an reithe, agus snodhacca gan laibhin as an ccléibin, agus snabhlann gan laibhin, agus cuirfidh sé iad ar lámhaibh an Nazaritigh tar éis gruaige a iomscartha do bhearradh.

* Exod. 29. 27.

20. Agus tonnfaidh an sagart iad * mar offráil tonnta a láthair an tighearna: is naomhtha so don tighearna maille ris a nucht tonnta agus an slinnéun tógtha: agus na dhiaigh sin is éidir leis an Nazaritech fíon d'ól.

21. Se so dligheadh na Nazaritech noch thug móid, agus a offrála don tighearna ar son a iomscartha, taobh amuigh don ni do gheabhas a lámh: do réir na móide thug sé is mar sin chaithfeas sé a dhénamh, do réir dlighe a iomscartha.

22. Agus do labhair an tighearna ré Maoise dá rádh.

23. Labhair le hAaron agus le na macaibh ag rádh, ar an modh so beannóchthaoi clanna Israel dá rádh riu.

24. Go mbeannuighe an tighearna sibh, agus go ccoimhéada sé sibh:

25. Go niompóighe an tighearna a ghnúis soilbhir ribh, agus go raibh grásamhuil dhoibh:

26. Go ttógbhadh an tighearna a ghnúis maille ribh, agus go ttugaidh síothcháin dhoibh.

27. Agus cuirfid siad mainm ar chloinn Israel, agus beannóchad mé iad.

## CAIB. 7.

gus tárla an lá do chríochnuigh Maoise * go hiomlán an tabernacul do chur suas, agus gur ungaidh é, agus gur naomhuigh é, agus a raibh dhionstrumentibh aige, araon a naltóir agus a huile soithighe, agus gur ungaidh iad, agus gur naomhuigh iad.

* Exod. 40. 18.

2. Si so offráil do rinneadar prionnsaidhe Israel, cinn tighe a naithreadh (noch do bhí na bprionnsaibh ar na treabhaibh, agus do bhí ós cionn an méid do háiremhedh).

3. Agus tugadur a nofráil a láthair an tighearna, sé carbaid folaighthe, agus dá dham dhéug; carbad do dhís do na prionnsaibh, agus dam do gach duine: agus tugadar iad as coinne an tabernacuil.

4. Agus do labhair an tighearna ré Maoise dá rádh.

5. Glac uatha é, chor go mbeidis chum seirbhise thabernacuil an choimhthionoil, do dhénamh; agus do bhéra tú iad do na Lebhitibh, da gach éan duine do réir a sheirbhise.

6. Agus do ghlac Maoise na carbaid agus na doimh, agus thug do na Lebhitibh iad.

7. Thug sé dá charbad agus ceithre doimh do macaibh Gerson, do réir a seirbhise.

8. Agus thug sé ceithre carbaid agus ocht ndoimh do macaibh Merari, do réir a seirbhise fa láimh Itamar mic Aaron an sagart.

9. Achd ni thug sé éinchenn do macaibh Chohat, do cionn gurob i seirbhis na sanctóra do bhean riu, agus gurob air a nguaillibh do chaithfidis sin iomchar.

10. Agus do rinneadar na prionnsaidhe of-

offrála a ttógbhála na haltóra san
ló a raibh sí ar na hungadh, gódon is an
do offráladar na prionnsaidhe a nofráil
a láthair na haltóra.

11. Agus a dubhairt an tighearna
ré Mhaoise offráilfid siad a nofráil,
gach prionnsa díobh ar a lá féin ar son
tógbhála na haltóra.

12. Agus dob é Naason mhac
Amminadab an céad neach do of-
ráil do threibh Iúdah an chéad
lá.

13. Agus si dob offráil dó, én
báisin a mháin airgid iona raibh
comthrom céud agus triochad secel,
éan bulla airgid iona raib secht-
mhoghad secel, do réir secel na sanctó-
ra: iad araon lán do plúr mhín
* Lebhit. 2.1. cumaisgthe le hola mar * offráil
bídh.

14. Eán liach a máin comthrom deich
secel óir lán do thúis.

15. Eán bulóg óg, éan reithe, én
uan don chéid bliadhain chum iodhbarta
loisgthe.

16. Eán meannán do na gabhraibh ar son
* Lebhit. 4. 23. iodhbarta an * pheacaidh.

17. Agus ar son offrála iodhbar-
tha na síodha, dhá dhamh, cúig
reithe, cúig gabhair phiriomna, cúig
uain don chéad bliadhain: is iad
so bá hoffráil do Naason mac Ammi-
nadab.

18. An dara lá do offráil Neta-
niel mac Suar prionnsa Issachar.

19. Do offráil sé ar son offrála
én báisin amháin airgid, a chomh-
throm sin do budh céudh agus
triochad secel, én bhulla airgid do
comthrom seachtmhoghad secel, do réir
secel na sanctóra, iad araon lán do
plúr mín cumaisgthe le hola, mar offráil
bhídh.

20. Eán liach a máin óir do com-
throm deich secel lán do thúis.

21. Eán bhulóg óg, én reithe, én uan
don chéid bhliadhain, mar iodhbairt loisc-
the.

22. Eán meannán do na gabhraibh ar son
offrála peacaidh.

23. Agus mar iodhbairt of-
rála síodhchána, dá dhamh, cúig reithe, cúig
gabhair piriomna, cúig huain don chéad bli-
adhain: is so bá hoffráil do Netaniel
mac Suar.

24. Ar an treas lá do iodhbair Eli-
ab mac Helon prionnsa mac Sebulun.

25. Do budh í a iodhbairt éanbháisín
airgid, a comthrom sin céud agus
triochad secel, éan bulla airgid do
comthrom seachtmhoghad secel, do
réir secel na sanctóra, iad araon
lan do plúr mín cumaisgthe le hola, mar
offráil bídh.

26. Eán liach a máin óra do com-
throm deich secel lán do thúis.

27. Eán bulóg óg, én reithe, én lu-
bán don chéad bliadhain, mar offráil
loiscthe.

28. Eán meannán do na gabhraibh ar son
offrála peacaidh.

29. Agus ar son iodhbairt offrála
síothchána, dá dhamh, cúig reithe, cúig ga-
bhair piriomna, cúig huain don chéid bia-
dhain: si so bá hoffráil do Eliab mac
Helon.

30. An ceathramadh lá do offráil
Elisur mac Sedeur, prionnsa cloinne
Reuben.

31. Agus do budh í a offráil én bái-
sín airgid, comthrom céud agus triochad
secel, énbulla airgid do comthrom seacht-
moghad secel, do réir secel na sanc-
tóra, iad araon lán do plúr fín-
ghealta cumaisgthe le hola, mar offráil
bídh.

32. Eán liach amháin óra do com-
throm deich secel lán do thúis.

33. Eán bulóg óg, éan reithe, én
uan don chéid bliadhain, chum na hi-
odhbarta loiscthe.

34. Eán meannán do na gabhraibh ar
son offrála peacaidh.

35. Agus ar son iodhbairt offrála
síodha dá dhamh, cúig reithe, cúig bhoic,
cúig huain don chéidbhliadhain: do budh í
so offráil Elisur mac Sedeur.

36. An cúigeadh lá Selumiel mac
Surishaddai, prionnsa cloinne Simeon,
sé do offráil.

37. Si budh ofráil dó, aon bháirsin amháin airgid, dob é a chomthrom sin céud agus triochad secel, aon bulla airgid do sheachtmogad secel do réir secel na sanctora, iad araon lán do plúr mhin cumaiscthe le hola mar ofráil bídh.

38. Ean liach órdha do chomthrom deich secel lán do thúis.

39. Ean bulóg óg, aon reithe, ean uan don chéad bhliadhain mar ofráil loiscthe.

40. Ean meannán do na gabhraibh ar son ofrála peacaidh.

41. Agus ar son íodbharta ofrala síodha, dá damh, cúig reithe, cúig poc, cúig huain don chéad bhliadhain: si so budh hofráil do Shelumeil mhic Surishaddai.

42. An seisedh lá do rinne Elisap mac Deuel prionnsa chloinne Gad iodhbhairt.

43. Do budh í a ofráil aon bháirsin airgid do chomthrom céud agus triochad secel, bulla airgid do sheachtmogad secel do réir secel na sanctora: iad araon lán do plúr min cumaiscthe lé hola mar ofráil bídh.

44. Eán liach amháin órdha do chomthrom deich secel lán do thúis.

45. Eán bulóg óg, ean reithe, aon uan don chéad bhliadhain chum ofrala loiscthe.

46. Eán meannán do na gabhraibh ar son ofrála peacaidh.

47. Agus ar son íodbharta ofrala síodha, dá damh, cúig reithe, cúig poc, cúig huain don chéad bhliadhain: si so budh ofráil do Eliasaph mac Deuel:

48. Agus do ofráil Elisama mac Ammihud prionnsa chloinne Ephraim an seachtmhadh lá.

49. Do budh í a ofráil aon bháirsin amháin airgid dar chomthrom céad agus triochad secel, aon bhulla airgid do chomthrom seachtmodad secel do réir secel na sanctóra: iad araon lán do plúr min cumaiscthe lé hola mar ofráil bídh.

50. Eán liach amháin órdha do chomthrom deich secel lán do thúis.

15. Eán bulóg óg, aon uan don chéad bhliadhain mar ofráil loiscthe.

52. Eán meannán do na gabhraibh ar son ofrála peacaidh.

53. Agus ar son íodbharta ofrala síothchána, dá damh, cúig reithe, cúig poc, cúig huain don chéad bhliadhain: si so budh ofráil do Elisama mac Ammihud.

54. Ar an ochtmhadh lá do ofráil Gamaliel mac Pedasur, prionnsa chloinne Manasseh.

55. Do budh í a ofráil aon bháirsin amháin airgid do chomthrom ceud agus triochad secel, ean bulla airgid do chomthrom seachtmogad secel do réir secel na sanctóra: iad araon lán do plúr min cumaiscthe le hola mar ofráil bídh.

56. Eán liach órdha do chomthrom deich secel lán do thúis.

57. Eán bulógóg, ean reithe, ean uan don chéad bhliadhain mar ofráil loiscthe.

58. Eán meannán do na gabhraibh ar son ofrála peacaidh.

59. Agus ar son ofrála íodbharta síothchána, dá damh, cúig reithe, cúig poc, cúig huain don chéad bhliadhain: do bi so ofráil Ghamaliel mac Pedasur.

60. Ar an naomhadh lá do ofráil Abidan mac Gideoni prionnsa chloinne Beniamin.

61. Do budh í a ofráil sin aon bháirsin airgid dar chomthrom céud agus triochad secel, bulla airgid do sheachtmogad secel do réir secel na sanctóra: iad araon lán do plúr min cumaiscthe lé hola ar son ofrála bídh.

62. Eán liach amháin órdha do chomthrom deich secel lán do thúis.

63. Eán bulóg óg, aon reithe, ean uan, don chéad bhliadhain mar ofráil loiscthe.

64. Aon meannán do na gabhraibh ar son ofrála peacaidh.

65. Agus ar son íodbharta ofrála síothchána

fioṫċána dá dam, cúig reiṫe, cúig boc, cúig huain don ċéid bliadain.

66. Ar an deaċmad lá do offráil Ahieser mhac Ammisaddai prionnsa ċloinne Dan.

67. Do budh í a offráil aon báisin airgid amáin do ċomtrom céd agus trioċad secel, aon bulla airgid do seaċtmoġad secel, do réir secel na sanctóra: iad araon lán do plúr mín cumaisce le hola mar offráil bídh.

68. Aon liaċ amáin órdha do ċomtrom deiċ secel lán do túis.

69. Ean bulóg óg, aon reiṫe, aon uan don ċéidbliadain mar offráil loisgṫe.

70. Ean meannán do na gabhraibh mar offráil peacaidh.

71. Agus mar íodbairt offrála fioṫċána, dá dam, cúig reiṫe, cúig boc, cúig huain don ċéid bliadain; do bí so offráil Ahieser mic Ammisaddai.

72. Ar an aonmad lá déug do offráil Pagiel mac Ocrain prionnsa ċloinne Aser.

73. Do budh í a offráil aon báisin amáin airgid dar ċomtrom céd agus triċad secel, aon bulla airgid do ċomtrom seaċtmoġad secel, do réir secel na sanctóra; iad araon lán do plúr mín ċumaisgṫe le hola mar offráil bídh.

74. Ean liaċ amáin órdha do ċomtrom deiċ secel lán do túis:

75. Ean bulóg óg, aon reiṫe, aon uan don ċéid bliadain mar offráil loisgṫe.

76. Ean meannán do na gabhraibh mar offráil peacaidh.

77. Agus mar íodbairt offrála fioṫċána, dá dam, cúig reiṫe, cúig boc, cúig huain don ċéidbliadain: do budh í so offráil Phagiel mic Ocrain.

78. Ar an dara lá déug do offráil Ahira mac Enan prionnsa ċloinne Naphtali.

79. Do budh í a offráil aon báisin amáin airgid dar ċomtrom céd ⁊ trioċad secel, aon bulla airgid do ċomtrom seaċtmoġad secel, do réir secel na sanctóra; iad araon lán do plúr mín ċumaisgṫe le hola, mar offráil bídh.

80. Aon liaċ amáin órdha do deiċ secel lán do túis.

81. Ean bulóg óg, aon reiṫe, aon uan don ċéid bliadain mar offráil bídh.

82. Ean meannán do na gabhraibh ar son offrála peacaidh.

83. Agus ar son íodbarṫa offrála fioṫċána, dá dam, cúig reiṫe, cúig boc, cúig huain don ċéidbliadain; do budh í so offráil Ahira mic Enan.

84. Dob iad so tabartuis na haltóra, an sa lá ar hungadh í, ó phrionnsaidhibh Israel: dá báisin déug airgid, dá ċupán déug airgid, dá liaċ dhéug óir.

85. Gaċ aon báisin airgid ag comtromadh ċéud secel agus trioċad, gaċ aon bulla seaċtmoġad: do ċomtromaig na huile soiṫiġe airgid, dá míle agus ceiṫre ċéud secel, do réir secel na sanctóra.

86. Na liaċa airgid do bádar a dó déug lán do túis ag comtromadh deiċ secel gaċ liaċ díob, do réir secel na sanctóra: ór na liaċa uile bá céd agus fiċe secel é.

87. Na daim uile don offráil loisgṫe do bádar dá bulóig déug, na reiṫeadh a dó déug, na huain don ċéidbliadain a dó déug, maille re na noffráil bídh: agus meannáin na ngabar ar son offrála peacaidh a dó déug.

88. Agus na huile daim ċum íodbarṫa na hoffrála fioṫċána do bádar a ceaṫair fiċiod do bulógaibh, na reiṫeadha seasgad, na boic seasgad, na huain don ċéidbliadain seasgad: dob iad so tabartuis na haltóra tar éis a beiṫ ungṫa.

89. Agus a nuair do bí Maoise ar ndul a steaċ a ttabernacul an ċomċeangail do labairt re Día, ann sin do ċuala sé guth duine ag labairt ris a maċ as caṫaoir na trócaire, noċ do bí ar aiṫe na fiadhnuise, ó edir an dá Cherubin: agus a dubairt sé ris.

## Caib. 8.

AGus do labhair an tighearna re Mhaoise, dá rádh.
2. Labhair re hAaron agus abair ris, a nuair * lasfas tú na lampaidhe, béraid na seacht lampaidhe solus ṫall ar aghaidh an ċoinnleora.

*Exod 25.37. & 40. 25.

3. Agus do rinne Aaron sin, do las sé a lampaidhe ar aghaidh an ċoinnleora ṫall, mar do aitin an tighearna do Mhaoise.
4. * Agus do bí a nobair an ċoinnleora dóir buailte go nuige a ċos, go nuige * a bláṫa do bí dóir buailte: do réir na cosamlachta do ṫaisbén an tighearna do Mhaoise, mar sin do rinne sé an coinnleóir.

*Exod.25.31.
*Exod.25.18.

5. Agus do labhair an tighearna re Mhaoise dá rádh.
6. Beir na Lebitigh ó beiṫ a measc ċloinne Israel, agus glan iad.
7. Agus mar so dhénas tú riú dá nglanadh: croiṫ uisce glanta orra, agus bearraidís a bfeóil uile, agus nighdís a néadaighe, agus mar sin déndís iad féin glan.
8. Ann sin glacaidís bulóg óg maille re na hoffráil bhidh, eadhon plúr mín cumaisgthe le hola, agus glacfa tusa bulóg óg eile mar offráil peacaidh.
9. Agus do bhéara tú na Lebhitigh as coinne ṫabearnacuil an chomhċruinnighthe, agus cruinneocha tú a bhfochair a ċéile coimṫionól ċloinne Israel uile.
10. Agus do béra tú na Lebitigh a laṫair an tighearna, agus cuirfid clann Israel a lámha ar na Lebitibh.
11. Agus do dhéana Aaron na Lebhitigh díodhbairt a lathair an tighearna mar offráil ó chloinn Israel, chor go ndéanaid seirbhís an tighearna.
12. Agus cuirfid na Lebitigh a lámha ar ċennaibh na mbulóg, agus do ḋéana tú iodhbairt daon aca mar offráil peacaidh, agus don dara buloig mar offráil loisgthe don tighearna, do dhénamh síoda do na Lebhitibh.
13. Agus cuirfe tú na Lebhitigh a lathair Aaron agus a lathair a mac, agus offráilfidh tú iad mar offráil don tighearna.
14. Mar so scarfas tú na Lebitigh ó beiṫ a measc ċloinne Israel: * agus budh liomsa na Lebhitigh.

* Caib. 3.45.

15. Agus na dhiaigh sin racaid na Lebhitigh a steach do dhénamh seirbhíse ṫabearnacuil an chomhċruinnighthe, agus glanfa tú iad, agus do dhéana tú a noffráil mar iodhbairt.
16. Oir tugadh dámsa go hiomlán iad ó beith a measc chloinne Israel a náit gach aoin dá noslacann an bhrú, eadhon a náit na céidghine do chloinn Israel uile do ghlac mise ċugam iad.
17. * Oir is liomsa uile céidghin chloinne Israel idir dhuine agus bheaṫach, ann sa ló ar buail mé gach uile céidghin a ccrich na hEgipte do naomhuigh mé iadsan dham féin.

* Exod. 13.2.
Caib. 3. 13.
Luc. 2. 23.

18. Agus do ghlac mé na Lebitigh ar son a nuile ċéidghin do ċloinn Israel.
19. Agus tug mé na Lebitigh mar ṫiodhlacadh do Aaron agus dá macaibh as measc ċloinne Israel do dhénamh seirbhíse ċloinne Israel a ttabearnacuil an ċomċruinnighṫe, agus do dhénamh síoda ċloinne Israel, cor nach bia pláigh a measc ċloinne Israel a nuáir ṫiocfaid clann Israel a bfogus don tsanctóir.
20. Agus do rinne Maoise agus Aaron agus coimṫionól ċloinne Israel uile do na Lebitibh do réir a nuile ni dar aitin an tighearna do Mhaoise a ttaobh na Lebiteach, mar sin do rinneadar clann Israel riú.
21. Agus do glanadh na Lebitigh agus do nigheadar a néadaighe, agus do offráil

ofráil Aáron iad a láthair an tighear-
na, agus do rinne Aáron sith dóibh dá
nglanadh.
22. Agus na dhiaigh sin do chuadar
na Lebitigh a steach do dhénamh a serbhise
a ttabernacuil an chomhchruinnighthe a
látair Aáron agus a mac, mar do a-
thin an tighearna do Mhaóise a ttaobh na
Lebiteach, is mar sin do rinnedar riú.
23. Agus do labhair an tighearna ré
Mhaóise dá rádh.
23. Sé so an ni bhenas ris na Le-
bitibh; ó chúig bliadhna fichiod suas, a-
gus ós a chionn racuid siad a steach
dfrithfeitiomh ar serbhis thabernacuil an
chomhchruinnighthe.
25. Agus ó aois chaogad bliadhan
scuirfidh gach aon dfrithfeitiomh ar a
serbhis sin, agus ni dhéna sé ni is mó
do serbhis.
26. Achd do dhénuid friteolamh a bhfo-
chair a ndearbhráthar a ttabernacuil an
chomhchruinnighthe do choiméud an chúraim,
agus ni dhéanaid serbhis ghníomhaich: mar so
do dhéana tú ris na Lebitibh a ttaoibh
a gcúraim.

---

## CAIB. 9.

Agus do labhair an tighearna re
Mhaóise a bhfásach Sinai ansa
chéidmhí don dara bliadhain
tar éis a ttecchta amach as
crích na hÉgipte, dá rádh.
2. Cuimhnighidis clann Israel mar
* Exod. 21.1. an gcédna an * Cháisg iona am iomchu-
Lebh. 23. 5. bhaidhe féin.
aib. 28.16.
Deut. 16. 2. 3. Ansa cceathramhadh lá déag don mhí-
se tráthnóna cuimhdeochtaoi é iona am
cinnte féin: do réir a uile ghnátha, a-
gus do réir a uile chustuim chuimhdeoch-
taoi é.
4. Agus do labhair Maóise re cloinn
Israel dá rádh riu, an Cháisg do choi-
méd.
5. Agus do choiméid siadsan an
Cháisg anicceathramhadh lá déug don
chéidmhí tráthnóna a bhfásach Sinái: do
réir a nuile neithe dar aithin an ti-
ghearna do Mhaóise, is mar sin do rinnedar
clann Israel.
6. Agus do bhádar dhaoine áiridhe
do bhí truaillighe le corp duine mhairbh, go
nar bhféidir leó an Cháisg do choiméud
an lá sin; ⁊ tangadar a látair Mha-
óise ⁊ a látair Aáron an lá sin féin.
7. Agus a dubhradar na daoine
sin ris, atámaoid neimhghlan ó chorp duine
mhairbh: cuime sin atámaoid gar gcongmháil
nach bhféadmaoid ofráil diobhbhairt don
tighearna na am cinnte féin a measc
chloinne Israel.
8. Agus a dubhairt Maóise riú, fa-
naidh bhur gcomhnuighe, agus cluinfe
misi créud aitheonus an tighearna bhur
ttaobh.
9. Agus do labhair an tighearna re
Mhaóise ga rádh.
10. Labhair ré cloinn Israel gá
rádh, má bhionn éinduine agaibh no dá bhur
sliocht, neimhghlan ó chorp mairbh, no má
bhíthi a tturus a bhfad uaibh, thairis
sin cuimhdeochtaoi an Cháisg don ti-
ghearna.
11. An ceathramhadh lá déag don da-
ra mí tráthnóna chuimhdeochtaoi é, iostaoi
é maille ré harán gan láibhin agus re
luibhionaibh searbha.
12. Ni fuighfid siad éinni de go
maidin, ni bhrisfid siad aoncnáimh de, do
* réir uile órduighthe na Cásga * Exod. 12.
cuimhdeochaid siad é. 46.
Eoin. 19. 36
13. Achd an duine bhias glan agus
nach bia ar turas, agus léicfeas thairis
gan an Cháisg do choiméd, gearrfuighear
an tanam céadna amach ó na mhuintir,
do chionn nach ttug sé leis ofráil an
tighearna na ham cinnte féin, biaidh ua-
lach a pheacaidh ar an bhfear sin.
14. Agus ma thig coimhightheach ar
cuairt bhar measc, agus go ccuimhdeo-
chaidh sé an Cháisg don tighearna, do
réir órduighthe na Cásga agus do réir * Exod. 12.49.
a modha sin do dhéna sé: * Én ordú-
ghadh amháin biaś agaibh araon don coimh-
dhightheach agus don té bhertar san tír.

* Exod. 40. 34. 15. * Agus an lá do tógbhadh suas an tabernacul, do folaigh néull an tabernacul, eadhon páilliún na fiadhnuisi: agus tráthnóna do bhí ar an ttabernacul, mar do bhiadh taisbeanadh teineadh go maidin.

16. Is mar sin do bhí sé a gcomhnuidhe, do folchadh an néull é san ló, agus cosamhlacht soillsi teineadh san oidhche.

17. Agus a nuáir do tógbhadh an néull suas ón tabernacul, ansin do ghluaiseadh clann Israel: agus ansa náit a ccomhnuigheadh an néull, ansin do suidheadh clann Israel a lóistine.

18. Ar aithne an tighearna do ghluaiseadh clann Israel, agus ar aithne an tighearna do suidhedis a bfoslungphort: an * fad do fanadh néull ar an ttabernacul do chomhnuighedis ansna lóistinibh.

* 1 Cor. 10. 1.

19. Agus a nuáir do fanadh an néull a bfad mórán do laethibh ar an ttabernacul, ansin do choimhédaidis clann Israel cúram an tighearna, agus ní aistrighedis.

20. Agus is mar sin do bhí a nuáir bhiodh an néull beagán do laethibh ar a ttabernacul: do réir aithne an tighearna do fanaidis iona lóistinibh, agus do réir aithne an tighearna do ghluaisidis.

21. Agus is mar sin do bhí a nuáir do fanadh an néull ó thráthnóna go maidin, agus go ttógthaoi an néull suas ar maidin, ansin do ghluaisidis; mas do ló nó doidhche tógbhadh an néull suas, do ghluaisidis.

22. Nó dá madh dá lá é, nó mí, nó bliadhain do fanadh an néull ar an ttabernacul, ag fuireach air, do * chomhnuighedis clann Israel ann a lóistinibh, agus ní ghluaisidis: acht a nuáir a tógthaoi suas é, do ghluaisedis.

* Exod. 40. 36, 37.

23. Do réir aithne an tighearna do chomhnuighedis iona lóistinibh, agus ar aithne an tighearna do ghluaisidis: do choimhédaidis cúram an tighearna ar aithne an tighearna lé láimh Mhaoise.

# CAIB. 10.



Agus do labhair an tighearna ré Maoise, dá rádh:

2. Déana dhuit féin dá thrumpa airgid: do phiosa iomlán dhéanas tú iad, go ngnáthuighidh tú iad ag gairm a noireachtais, agus do ghluaiseacht na sluagh.

3. Agus a nuáir sheinnfighear iad, cruinneochaidh cách uile chugad ag dorus thabernacuil an choimhchruinnighthe.

4. Agus muna seinnfidh acht trumpa, ansin cruinneochaidh na prionnsaidhe noch as cionn ar miltibh chloinne Israel, iad féin chugad.

5. A nuáir sheinnfidhe láram, ansin racháid na foslungphuirt noch bhias don taobh soir ar a naghaidh.

6. A nuáir bhuailfeas sibh láram an dara huáir, ansin gluaisfid na sluaigh bhias don taobh theas ar a naghaidh: seinnfid láram chum a naistir.

7. Acht a nuáir bhias an chomhthionól ag cruinniughadh a gcionn a chéile, buailfe tusa, acht ní buailfe tú láram.

8. Agus is iad clann Aaron an sagairt sheinnfeas na trumpaidhe; agus biaidh agaibhsi mar ordughadh sioraidhe, ar fad bhur ngeinealach.

9. Agus má théid sibh a ccogadh ann bhur ndúthaigh a naghaidh na námhad noch bhuaidhreas sibh, ansin buailfidhe láram leis na trumpadaibh, agus cuimhneochthar sibh a lathair an tighearna bhur Ndia, agus sáorfuighear sibh ó bhur námhaid.

10. Mar an gcédna a ló bhur lúthgháire, agus ann bhur laethibh féasta, agus a ttosaighibh bhur mios buailfidhe bhur ttrumpaidhe ós cionn bhur nofrála loiscthe, agus ós cionn iodbartha bhur nofrála síothchána; ionnus go mbéid agaibh mar chuimhniughadh a lathair bhur Ndé: mise an tighearna bhur Ndia.

11. Agus tháinic a ccrích an fichiodmhadh

ċloinne lá don dara mí, annsa dara bliadan, gur tógbad súas an néull ó ṫabernacuil na fiaḋnuise.

12. Agus do gluaiseadar clann Israel iona ttursus as fásaċ Sinái, agus do foirnig an néull a bfásach Pháran.

13. Agus do ṫionnsgnadar a ttursus ar tús do réir aiṫne an tigerna le láim Mhaóise.

*Caib. 2. 3.* 14. * Annsa ċéd áit do ċuaiḋ brataċ champa ċloinne Iúdah, do réir a sluag: agus do bí * Nason mhac Amminadab ós cionn a sluaiġ.

*Caib. 1. 4.*

15. Agus ós cionn sluaiġ ṫreibe ċloinne Isachar do bí Nataneel mhac Suar.

16. Agus ós cionn sluaiġ ṫreibe ċloinne Sebulun, do bí Eliab mac Helon.

17. Agus rugad an tabernacuil síos, agus do gluaisiodar mic Gherson, agus mic Mherári ar a naġaiḋ ag iomċur an tabernacuil.

18. Agus do gluais brataċ ċampa Reuben ar a naġaiḋ do réir a sluaġ, agus do bí Elisur mac Sedeur ós cionn a sloigh.

19. Agus do bí Selumiel mhac Surisaddai ós cionn sloigh threibe ċloinne Simeon.

20. Agus ós cionn sloigh ṫreibe ċloinne Gad do bí Elisaph mac Deuel.

*Caib. 4. 4.* 21. Agus do gluaisiodar na Cohatitigh ag iomċar na * sanctóra: agus do ċuirsedar san eile an tabernacuil súas a gcoinne a ttecta.

22. Agus do gluais brataċ ċampa ċloinne Ephraim do réir a sluaġ, agus ós cionn a narmála do bhi Elisama mac Ammihud.

23. Agus ós cionn slóiġ ṫreibhe ċloinne Mhanasseh do bí Gamaliel mac Pedásur.

24. Agus ós cionn slóiġ ṫreibe ċloinne Beniamin do bí Abidan mac Gideoni.

25. Agus do gluais brataċ ċampa ċloinne Dan rompa noċ do bí ar deireḋ na gcampaḋ uile ar fad a sluagh: agus ós cionn a slóigh sin do bí Ahieser mhac Amisaddai.

26. Agus ós cionn slóiġ ṫreibhe ċloinne Aser do bí Págiel mac Ocran.

27. Agus ós cionn slóiġ ṫreibhe ċloinne Naphtali do bí Ahiran mac Enan.

28. Mar so do bí aistior ċloinne Israel do réir a sluaġ, a nuáir do gluaisedar ar a naġaiḋ.

29. Agus a dubairt Maóise ré Hobab mac Raguel an Midianitech aṫair mná Mhaóise, atamaóidne ag triall gus a náit ar labair an tigerna, ga ráḋ, do béura mé dóibsi é; tárrsa linn agus do dénam maiṫ ort: óir do labair an tigerna maiṫ do ṫaoib Israel.

30. Agus a dubairt seision ris, ni raċad lib, acht raċad dom dúṫaigh féin agus go ninge mo ġaol.

31. Agus a dubairt seision, ná fág sinn iarrtim mar aṫċuingiḋ ort, ó tarla a fios agad go bfuilmid ar ti campa dénam san bhfásaċ, agus go mbia tusa a náit súl duinn.

32. Agus is amla bias, má tig tú linn, go deimin biaiḋ, gaċ maiṫ da ndéna an tighearna duinne do déanamne a leiṫéid duitsi.

33. Agus do imṫigedar ó sliab an tigerna aistear trí lá, agus airc ċunanta an tigerna ag imṫeaċt rompa a naistior na ttri lá diarruiḋ áite comnuiḋe dóib.

34. Agus do bíoḋ néull an tigerna orra san ló a nuáir do ṫéidis amaċ as an bforlungport.

35. Agus tárla a nuáir do gluáiseaḋ a Náirc ar a haġaiḋ go nabraḋ Maóise * éirig súas a tigerna agus bioḋ do naimde ar na scabadh, agus an drung fuaṫuiges tú teiṫidis romad. *Psal. 68. 1, 2.*

36. Agus a nuáir do comnuiġeaḋ a Náirc, adbradh sé, iompoig a tigerna ċum na iomad mílteaḋ ċloinne Israel.

## CAIB. II.

Agus a nuáir do iomċarsoid
an pobal, do ċuir sin ferg
ar an ttiġerna, agus do
ċualaid an tiġerna sin, a-
gus do lasaḋ a ḟerg, a-
* Psal. 78.21 gus do * las teine an tiġerna na
measg, agus do loisg an lus do bi
a nimlib an ċampa.
2. Agus do éiġedar an pobal ar
Mhaóise, agus a nuáir do riñe
Maóise urnaiġe ċum an tiġerna do
múċaḋ na teiniḋ.
3. Agus tug Taberah dainm ar
a náit, do ċioñ gur loisc teine an ti-
ġerna na measg.
4. Agus iomad dá raib na measc
* Exod. 12.38. * do ġlac ainmian iad, agus clañ Is-
rael mar an gcedna do ġuileadur a
ris, agus a dubradar, * cia béarus
* 1 Cor. 10.6. feóil dúiñ ré na hiṫe?
5. Cuimniġemaoid ar a niasc do iṫ-
mis añsa Négipt a naisgiḋ, na cúla-
rám, agus na mealbucáin, agus an lus,
agus na hiñiun, agus an ġáirleóg.
6. Ast a nois atá ar nanum ar
ttiurmúġaḋ súas; ni bfuil ni ar bith
aguiñ añois ast an Mañasa amáin ion
ar radarc.
7. Agus do bi an * Maña amhuil
* Exod. 16.14, 31. siol Corianner, agus a ḋaṫ amhuil daṫ
Bdellium.
8. Agus do imṫiġeḋ an pobal fa
gcuáirt, agus do ċruiñiġedis é, a-
gus do ṁeiledis a muiltib é, no do
bruiġedis é a móirteur, agus do
bruitedis a noiġnib é, agus do niġdis
cácuide de: agus do bi a blas amhuil
blas nuadola.
9. Agus a nuáir do ṫuiteadh an
drúcht ar an ccampa sa noidhche, do
ṫuiteaḋ an maña air.
10. Añsin do ċualaiḋ Maóise an
pobal ag gul ar feaḋ a muinntire uile,
gaċ aon diob a ndorus a lóistin féin:
agus do haḋnaḋ ferg an tiġerna go
mór: do bi Maóise fergaċ mar an
gcedna.
11. Agus a dubhairt Maóise ris an
ttiġerna, créad fár chrádh tú do
ṡearbhíseaċ, agus créad fá naċ bfuáir
mé fabar ad láṫair, as an ċuir tú
ualaċ na ndaoinesi uile orum?
12. An misi do ġein an pobalso
uile? an dam rugaḋ iad as a naibear-
ṫá riom, iomċair an ttoċrais iad, (mar
iomċras an taṫair-altramus leanbh na
ciċe) gus an bfearañ do ṁionaiḋ tú
da naiṫrib?
13. Cáit as a bfaġuiñsi feóil ré
tabhairt don ṗobalso uile, óir guilid
siad orum, gá ráḋ: tabhair dúiñ feóil
go nitmis í.
14. Ni feudaimsi na daoinesi uile
diomċar am aonar, do ċioñ go bfuil so
ro ṫrom agum.
15. Agus mas mar so dénas tú
rium, guidim ṫú marb mé ar ball;
agus ma fuáir mé muinnterdus ad la-
ṫair, ná feicim mo ṫruaiġméile.
16. Agus a dubhairt an tiġerna ré
Maóise, cruiñiġ ċugamsa seaċtmoġad
fear do ṡinsearaibh Israel, noch is
aiṫne duit beiṫ na sinsir an ṗobail,
agus na noifigiḋ ós a ccioñ; agus
tabhair iad go tabernacul an ċomh-
ċruiñiġṫe go rabaid na seasam ad ḟo-
ċair añsin.
17. Agus tiucfa misi a nuas a-
gus laibeóra me riot añsin; agus
béarfa mé don spiorad atá ortsa, a-
gus cuirfe mé orrasan é; agus iom-
ċóraid siad ualaċ na ndaoine leaċtsa,
ionus naċ iomċoraiḋ tusa leat féin é.
18. Agus abairsi ris an bpobal,
beanuiġiḋ sib féin a ccoiñe an laoi má-
raċ, agus iosthaoi feóil (óir do ġuile-
abhair a ccluasaib an tiġerna da ráḋ,
cia bhéuras feóil dúiñ ré na hithe,
óir is maiṫ do bádas aguiñ sa Né-
gipt) uime sin do béura an tiġerna
feóil daoib, agus iosthaoi í.
19. Ni hénlá amáin iosthaoi, nó dá
lá, nó cúig lá, nó deiċ lá, nó fiche
lá.

20. As

20. Aċt an feḋ mios a, iomláine nó
go tti sē amaċ ar bur bpolláiribh,
agus go raib gránmhar agaib: do ċionn
gur ṫarcuisnig sib an tigerna, noch
atá ban mesc, agus gur guilebair dá
laṫair gá ráḋ; créad as a ttangamar
amaċ as a Négipt?

21. Agus a dubairt Maoise, an po-
bal a bfuilim na mesc atáid siad sē
ċéd mile coisiġe, agus a dubairt tusa
do béura mē feóil dóib ar feḋ miosa
rē na hiṫe.

22. An marḃfiġer na tréuda, agus
na halbaḋa dóib da sásaḋ, nó an
ccruinneoċtar iasc na fairrge uile a
bfochair a ċéile dóib da sásaḋ:

23. Agus a dubairt an tigerna rē
Maoise: an * ndeárnaḋ lám an tiger-
na níos giorra? do ċífe tú a nois an
ttiocfa mfocalsa a gcriċ ortsa, nó
naċ ttiocfa.

*Isa. 50. 2. & 59. 1.

24. Agus do ċuaiḋ Maoise amaċ,
agus do innis don pobal briaṫra an
tigerna, agus do ċruinnigedar a bfo-
chair a ċéile an seachtmoġad do sinnsearaib
an pobail, agus do suigedar fá ccu-
áirt timċioll an tabernacuil.

25. Agus táinic an tigerna a
nuas a néull agus do labair ris, agus
do tóg cuid don spioraid do bi air, a-
gus tug don tseachtmoġad senóir é:
agus tárla a nuáir do comnuiḋ an spi-
orad orrasan go ndernadar fáige-
doireaċt, agus nár stadadar.

26. Aċt do fanadar dias do na
daoinib ansa ċampa, is ē dob ainm do
duine aca Eldad, agus ainm an fir
eile Medad; agus do comnuiḋ an spi-
orad orra, agus do buḋ don luċt do
bi sgriobṫa iad, aċt ni deċadar amaċ
chum an tabernacuil, agus do rinne-
dar fáigedoireaċt san campa.

27. Agus do riṫ duine, agus do
innis do Mhaoise, agus a dubairt, atá
Eldad agus Medad ag fáigedoireaċt
san ċampa.

28. Agus do freagair Iosua mhac
Nun senbirseċ Mhaoise ón aois óig,
agus a dubhairt sé, a ṫigerna a
Mhaoise toirmisc iad.

29. Agus a dubairt Maoise ris,
an bfuil tnúṫ ortsa ar mo sonsa:
do bferr liom go mbeidis pobal an
tigerna uile na bfáidib, agus go
ccuirfeḋ an tigerna a spiorad orra.

30. Agus do ċuaiḋ Maoise don
ċampa ē féin agus sinnsir Israel.

31. Agus do ċuaiḋ * gaoṫ amaċ
ón ttigerna, agus tug gernagait
ón bfairrge, agus do léig sios lám ris
an ccampa iad, mar do beiṫ sē uile
lái don taobhsa, agus uile lái don
taoib eile fá gcuáirt timċioll an ċam-
pa, agus timċioll dá ċubad dáirde
ar gnuis na talmun.

* Exod. 16. 13. Psal. 78. 26.

32. Agus do sesadar an pobal
rúas ar feḋ an lái sin, agus ar feḋ
na hoidhche, agus ar feḋ an lái ar
na máraċ, agus do ċruinnigedar na
gernagait: an tē is luga do ċruinnig,
do ċruinnig sē deiċ homer, agus do
leaṫnuigedar iad fá gcuáirt timċioll
an ċampa uile dóib féin.

33. Agus an feḋ do bi an * ḟeóil
fós idir a bfiaclaib, agus fós roi-
me na cognaḋ, do hadnaḋ ferg an ti-
gerna a naġaiḋ an pobail, agus do
buáil an tigerna an pobal lē pláig
romóir.

*Psal. 78. 30, 31.

34. Agus do ghoir sē * Cibrot-
hataabhah dainm do náit, do chionn
gurob ansin do adlaicedar an luċt
a raib an tainmian.

* i. Uagheadh antoile.

35. Agus do aistrigedar an po-
bal ó Cibrot-hataabhah go Haseroṫ,
agus do sosadar an Haseroṫ.

---

Caib. 12.

gus do labair Miriam agus
Aáron a naġaiḋ Mhaoise
ar son na mná don Etio-
phia noċ do pós sē: óir
do phós sē ben do Netio-
pia.

2. Agus a dubhradar, an tré
Mhaoise

Maoise amháin do labhair an tighearna,
a né nach ar labhair sé thríonne mar an
gcéona: agus do chualaidh an tighearna
sin.

3. Anois do bhí an duine Maoise
* ro-macánta ós cionn a nuile dhuine dá
raibh ar ghnúis na talman.

4. Agus do labhair an tighearna go
hobann ré Maoise agus ré hAaron
agus ré Miriam, tigidh amach bhur
ttriúr go tabernacul an choimhthionóil-
te: agus tangadar amach na ttriúr.

5. Agus táinic an tighearna a nuas
a bpiléir néill, agus do sheas a ndo-
rus an tabernacuil, agus do ghoir
Aaron agus Miriam, agus tangadar
araon amach.

6. Agus a dubhairt seision, éistigh
anois mo bhriathra, mata fáidh bhar measc
misi an tighearna foillseochad mé féin dó
a bhfís, agus laibheora mé ris a naisling.

7. Mo * searbhfhoghantaidh Maoise ni bhfuil
sé mar sin, noch atá firinneach measc mo
thighe uile.

8. Is rission laibheorus mé * béul
ar béul, fós go soilléir, agus ni a
nglór dhorcha, agus do chife sé cosam-
lacht an tighearna: créud fa nach rab-
abhar si ar a nadhbharsin eaglach um labhairt
a naghaidh mo searbhfhoghantaigh Maoisi.

9. Agus do las ferg an tighearna
na naghaidh, agus do imthigh sé uatha.

10. Agus do imthigh an néull ón
ttabernacul, agus féuch táinic lubhra
ar Mhiriam (cosmhail) lé sneachta: agus
do féuch Aaron ar Mhiriam agus
féuch do bhí lubhra uirre.

11. Agus a dubhaint Aaron ré
Maoise, uch a thighearna, iarruim
dathchuinge ort, ná léig an peacadh oruinne
ann a ndearnamar go léim, agus ar
pheacuigheamar.

12. Ná bíodh sí so mar chon marbh,
dá ttrochtann leath a feola a nuair tig
amach as broinn a máthar.

13. Agus do éigh Maoise chum an
ttighearna, ga rádh, slánuigh a nois í, a
Dhé, iarruim dathchuinge ort.

14. Agus a dubhairt an tighearna ré
Maoise, muna ndearnadh a hathair sei-
le do theilgean na haghaidh, nach biadh
náire uirre seacht lá? * cuirtear amach as
an champa í seacht lá, agus na dhiaigh sin
glacthar a stech í.

15. Agus do cuireadh Miriam ón
champa seacht lá, agus níor aistrigh-
eadar các nó gur tugadh Miriam a steach
a ris.

16. Agus na dhiaigh sin do aistrigh-
eadar an pobal ó Hazeroth, agus do
foradar a bhfásach Pharan.

CAIB. 13.

Agus do labhair an tighearna
ré Maoise, dá rádh;

2. Cuir daoine amach
go sþinnsir tír Chanaáin
noch do bheirimsi do chloinn
Israel: do gach éintreibh dá naithribh
cuirfeas tú duine amach, gach énduine na
maglóir na measc.

3. Agus do chuir Maoise le haithne
an tighearna amach iad as fásach Phá-
ran: na daoine sin uile do budh ceann ar
chloinn Israel.

4. Agus do budh iadso a nanmanna,
Do threibh Reuben, Sammua mhac Sac-
cur.

5. Do threibh Simeon, Saphat mhac
Hori.

6. Do threibh Iudah, Caleb mac Ie-
phunneh.

7. Do threibh Issachar, Igal mac
Ioseph.

8. Do threibh Ephraim, Osea mhac
Nun.

9. Do threibh Beniamin, Palti mac
Raphu.

10. Do threibh Sebulun, Gaddiel mac
Sodi.

11. Do threibh Ioseph, eadhon,
do threibh Manasseh Gaddi mac
Susi.

12. Do threibh Dan, Ammiel mac
Gemalli.

13. Do

* Ecclus 45.4.
* Eabhr. 3. 2.
* Exod. 33. 11.
* Lebhit. 13. 46.

13. Do threibh Aser, Setur mhac Michael.

14. Do threibh Naphtali, Nahbi mac Uophsi.

15. Do threibh Gad, Gebhel mac Machi.

16. Is iad so anmanna na ndaoine, noch do chuir Maóise amach do bhrath na dúthaighe: agus do ghoir Maóise Iehosua do Osea mhac Nun.

17. Agus do chuir Maóise iad do bhrath thíre Canaáin, agus a dubhairt riu, gluaisigh roimhibh do náird ó dheas, agus éirgidh suas ar a tsliabh.

18. Agus féachaidh creud é an fearann, agus na daoine áitreabhas ann, an bhfuilid láidir nó lag, na mbeagán nó na morán daoine.

19. Agus creud is fearann é ann a gcommnuighid siad, an maith nó an olc é, agus creud na caithreacha ann a náitighid siad, an ann lóistinibh nó a náitibh daingne áitighid.

20. Agus creud é an fearann féin, an truagh é nó an méith, an bhfuil coill ann nó nach bhfuil: agus bithisi beódha, agus tugaidh libh cuid do thoradh na tíre: anois do bhé sin aimsir na gceadghrápuighthe.

21. Aisin do chuadar suas, agus do sbionadar an tír ó fhásach Sin go Rehob, mar a ttigid daoine go Hamat.

22. Agus do chuadar suas budh dheas go ttangadar go Hebron mar a rabhadar Ahiman, Sesai, agus Talmai, clann Anac: a nois do rinneadh Hebron seacht mbliadhna roimhe Soan sa Négipt.

23. * Agus tangadar gus a nabhainn Escol, agus do ghearradar
* Deut. 1.24. ann sin beangán fá éntriopall caor fíneamhna, agus do iomchradar é idir dhís ar maide, agus tugadar leó do na pomgránada, agus do na figidhe.

24. Do goireadh do náitsin gleann Escol, do bhrigh an triopaill caor do ghearradar clann Israel as sin.

25. Agus do filleadar ó sbionadh na tíre deis dhá fhichid lá.

26. Agus do ghluaisiodar agus tangadar go Maóise agus go Haáron, agus go comhchruinniughadh cloinne Israel uile go fásach Pháran go Cades, agus tugadar sgéula chucasan, agus chum an chomhchruinnighthe uile, agus do thaisbéanadar toradh na tíre dóibh.

27. Agus do innisiodar dóibh, agus a dubhradar, tangamaoine gus an ttír ionar chuir tú sinn, agus go deimhin atá sí ar sileadh do * bhainne agus do mhil, agus as é so a toradh.

28. Gidheadh atáid na daoine áitreabhas ann sa dúthaigh láidir, agus atáid * Exod. 33.3.
a gcaithreacha do balladhaibh, agus atáid romhór: agus fós do chonncamar clann Anac ann sin.

29. Aitreabhaid na Hamalecitigh ann sa bhfearann teas ó dheas: agus na Hititigh agus na Iebusitigh, agus na Hamoritigh áitreabhas ar a tsliabh: agus na Canaanitigh áitreabhas láimh ris an bhfairrge, agus láimh ré leitimel Iordáin.

30. Agus gidh gur sochruigh Caleb an pobal a láthair Mhaóise, agus a dubhairt sé, dénam suas a néinfheacht, agus sealbhuighem é, óir atámaoid cumusach ar a buain amach.

31. Gidheadh na daoine do chuaidh leis suas a dubhradar, ni bhfuilmidne iondúla suas a nagaidh na ndaoine: óir is láidire iad ná sinn.

32. Agus tugadar droichthuarasgbháil do chloinn Israel ar an ndúthaigh noch do sbionadar ga rádh; an fearann trid a ndeachamar dá sbionadh, is talamh é iosas suas a áitreabhthaigh; agus na huile daoine do bhfacamar ann, atáid na daoine ármhara.

33. Agus do chonncamar ann sin aitigh mic Anac, is mó nó aitighe eile; agus do bhámaoine ann ar radharc féin mar dreollánaibh teasbhuidh, agus do bhámar ann a radharcsion fós mar an ccéadna.

## Caib. 14.

Agus do thóg an pobal uile a nguṫ ós áird, agus do éiġeadar agus do ġuileadar an pobal a noiḋċe sin.

2. Agus do rinneadar clann Israel uile iṫiomráḋ a naġaiḋ Mhaóise agus a naġaiḋ Aáron, agus a dubradar an coimċruinniuġadh uile riú, do bferr linn go bfuiġemaóis bás a ccriċ na Hégipte, nó do bferr linn go bfuiġemaóis bás anns a bfásach-so.

3. Agus créd fá ttug an tiġerna don tírsi sinn do ṫuitim leis an gcloiḋem, ionnus go mbeidís ar mná agus ar cclann na gcreiċ? nach ar bferr ḋúinn filleḋ do Négipt?

4. Agus a dubradar ré aroile, déanam caiptin agus fillem do Négipt.

5. Annsin do ṫuit Maóise agus Aáron ar a naiġṫib a laṫair oireaċtais ċoimċruinniġṫe ċloinne Israel uile.

6. Agus Iosua mac Nun agus Caleb mac Iephunneh, noċ do bí don luċt do ḟéuċ an ferann, do réubadar a néadaiġe,

7. Agus do labradar ré hoireaċtas ċloinne Israel uile dá ráḋ, an ferann ar ġabamar ṫrid dá ḟéuċain, is ferann sármaiṫ é.

8. Madá dúil ag an ttighearna ionnainne, annsin béaruiḋ sé don dúṫaigh si sinn, agus do béara ḋúinn í; dúṫaiġ noċ líonas do bainne agus do mil.

9. Amháin ná héiriġiḋsi a ccogaḋ a naġaiḋ an tiġerna, agus ná bíodh egla orraibh roim ḋaóinib na tíre; óir is arán ḋúinne iad: do ḋeluiġ a ccumdaċ riú, agus atá an tiġerna linne: ná bíoḋ a negla orraibh.

10. Agus do aitniġedar an comhċruinniuġaḋ a gcloċaḋ lé cloċaibh: agus do ṫaisbein glóir an tiġerna í féin a ttabernacuil an ċoimċruinniġṫe a laṫair ċloinne Israel uile.

11. Agus a dubairt an tiġerna ré Maóise, gá fad bías an pobalso ag cur feirge oram? agus gá fad nach ccreidfid mé ar son na nuile comarṫaḋa do ṫaisben mé eatorra.

12. Buáilfe mé iad lé pláiġ, agus benfa mé a noiġreaċt díob, agus do ḋéana mé ḋhíotsa cineḋ is mó agus is neartmhuire ná iadsan.

13. Agus a dubhairt * Maóise ris an ttighearna, agus cluinfid na Hégiptigh sin (óir thug tusa iadso amach ó bheith na measc léd chumhachtaibh.) • Exod. 32. 12.

14. Agus inneosuid siad do muinntir na tíresi é: óir do ċualadar, a ṫiġerna, go bfuil tusa a measc an pobailsi, go bfaicṫear ṫusa, a ṫiġerna, aġaiḋ ar aġaiḋ, agus go mbí do * néull ós a ccionn, agus go ttéiḋ tú rompa san ló a bpiléur néill, agus a bpiléur teiniḋ sa noiḋċe. • Exod. 13. 21.

15. Anois má marbann tú an pobalso uile mar éanduine, annsin laibeóruid na crioċa do ċualuiḋ do ṫásc, dá ráḋ.

16. Do ċionn naċ * éidir leis an ttiġerna na daóinesi do ṫabairt don tír do ġell sé dóib, uime sin do marb se iad anns a bfásaċ. • Deut. 9. 28.

17. Agus anois iarruim ḋaṫċuinge ort, bíoḋ cumas a mo ṫiġerna mór amhuil do labair tú, da ráḋ.

18. Atá an tighearna * fadḟuilingeach agus mórthróċaireach, ag maiṫeam éacceart agus peacaidh, agus gan an ciontach do ṡaoradh ar chor, ag * aithbhear peacaidh na naithreadh ar an ccloinn go nuige an treas agus an ceathramhadh glún. • Exod. 34. 6. Psal. 103. 8. • Exod. 20. 5. & 34. 7.

19. Maith, iarruim ḋathchuinge ort, éacceart na ndaóinesi do réir méud do ṫróċaire; agus mar do maiṫ tú don pobalsa ó Négipt go ttí a nois.

23. Agus a dubhairt an tiġearna,

na, do ṁaiṫ mé do réir do ḃréiṫresi.

21. Aċt comḋ fírinne agus atáimsi am beathaidh lionfuighear an doman uile do ġlóir an tiġearna.

22. Do bríġh na ndaoinesi uile do ċonnairc mo ġlóir, agus mo iongantas do rinne mé sa Neġipt, agus annsa bfásach, agus do ċuir cathughadh orm a nois deiċ nuáire, agus nár éisd rem ġuth:

23. Go deimhin ní ḟaicfid siad an dúthaiġ do ġheall mé dá naithribh: ní ḟaicfiḋ éinneaċ dhíobsan dar ċuir feirg oram é.

24. Aċt mo ṡerḃḟoġantaiġ * Caleb, do ċionn go raiḃ aiṫearraċ spioraid ann, agus gur lean sé misi go hiomlán; béara mé eision don dúthaigh iona ndeachaiḋ sé, agus sealbhóchuidh a ṡlioċt é. * Ios. 14. 6.

25. (Anois do áitreabhadar na Hamalecitigh, agus na Cananitigh annsa ġleann) filliḋsi a márach agus imtiġiḋ don ḟásaċ a slighe na mara ruaiḋe.

26. Agus do labhair an tiġearna ré Maoise agus ré Háaron, gá ráḋ,

27. Gá ḟad iomċóruis mé leis a ndroċpobalsa, noċ do ní itiomráḋ am aġaiḋ? do ċuala mé itiomráḋ ċloinne Israel, noċ do níd do ṁonmur am aġaiḋ.

28. Abair riú * mar ṁairim, a deir an tiġearna, amhuil do labhrabhairsi am ċluasuibhsi, is mar sin do ḋéna misi ribh. * Caib. 26. 65. & 32. 11.

29. Tuitfid bhur gcolnablaċa annsa bfásachsa, gaċ ar * háireaṁ dhíb do réir bhur nuimhre iomláine ó fhiċid bliaḋan dáois agus ós a ċionn, do rinne itiomráḋ am aġuiḋse. * Deut. 1. 35.

30. Gan ċunntabhairt ní tiucfuidhe don tír a steaċ a ttóġ ar mionna mé go náitreoċadh sibh innte, aċt amháin Cáleb mac Iephunneh, agus Iosua mac Nun.

31. Aċt bhur naoidhin a dubhrabhair do beiṫ na gcreiċ, béara mé iad sin a steaċ, agus aiṫeonuid siad an fearann, noċ do tarcuisniġebhairsi.

32. Aċt ar bhur sonsa tuitfid bhur gcolnablaċa annsa bfásachsa.

33. Agus béid bhur gclann ar seċrán annsa bfásachso ceathraċad bliaḋan, agus iocfuid ar son bhur striapachuis, nó go leagaid bhur gcuirp annsa bfásaċ.

34. Do réir uiṁre na laetheadh a rabhabhair ag féuchuin a nfearuinn, * ceathraċad lá, (gaċ éanlá ar son bliaḋna) iomċóruiḋ bhur néicceart, sé sin ceaṫraċad bliaḋan, agus aiṫeontaoi mo briseḋ gellamnasa. * Ezech. 4. 6. Psal. 95. 10.

35. Misi an tiġearna a dubhairt, do ḋéna mé go deimhin é ris a ndroch ċoṁċruinniuġaḋso uile, noċ atá ar na gcruinniuġaḋ a ccionn a ċéile am aġuiḋ: annsa bfásachso tuitfid siad, agus annsin báiseoċtar iad.

36. Agus na daoine do ċuir Maoise dféachain a nfearuinn, noċ do ḟill agus tug air an gcoṁċruinniuġaḋ itiomráḋ do ḋéanaṁ iona aġaiḋ lé droch tuarasgbháil do thabhairt air an bfearann;

37. An muinntir ċéadna sin tug leó an droċ tuarasgbháil ar an ttír, fuaradar * bás don pláig a lathair an tiġearna. * 1 Cor. 10. 10. Eabhr. 3. 17. Iud. 5.

38. Aċt Iosua mac Nun agus Cáleb mac Iephunneh (noċ ba) don lucht do ċuaiḋ dféachain a nfearuinn, do ṁaireadar a gcoṁnuiḋe.

39. Agus do innis Maoise na briathrasa do ċloinn Israel uile, agus do ċaoiḋeadar an pobal go mór.

40. Agus do éirġeadar an pobal go moċ ar maidin, agus do ċuadar suas go mullaċ an tsléibhe gá ráḋh, féuċ * atámaoid annso, agus raċam suas go nuige a náit do ġeall an tiġearna: óir do peacuiġemar. * Deut. 1. 41.

41. Agus a dubhairt Maoise, créd a nois fá sáruiġthí aithne an tiġearna? aċ ní bia maith dhíb ann.

42. Ná héiriġiḋe suas, óir ní bfuil an tiġearna bar measc, ċor naċ buailtear sibh ar coinne bhur námad.

43. Óir atáid na Hamalecitigh agus na Cananitigh annsin roimhibh,

agus tuitfidhe leis an gcloidhiomh: do ċionn gur hiompóigheabhar ón tighearna; trídhe sin ni bhia an tighearna libh.

44. Aċ do ċuirreadarsan rompa dul suas go mullaċ an ċnoic: giodheadh níor imtig áirc ċúnartha an tighearna ná Maóise amaċ as an ccampa.

45. Ansin tangadar na Hamalecitigh a núas agus na Cananitigh, noċ do ċomhnuigh san ċnocsin, agus do

* Deut. 1. 44. buaileadar iad agus do * bhrisiodar orra ar fad go Hormah.

CAIB. 15.

AGus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh;

* Lebhit. 23. 10. 2. * Labhair re cloinn Israel, agus abair riú, a nuáir thiucfuidhe da bhur ttír ċomhnuidhe, noċ do beirimse dhóibh.

3. Agus do dhéantaoi offráil le teinidh don tighearna, offráil loiscthe, nó

* Lebhit. 22. 21. iodhbairt * a gcoimhlíonadh móide, nó a noffráil toileamhail, nó ann bhur bhfleadhaibh

* Exod. 29. 18. sollamanta, do dhénamh * deaghbholaidh don tighearna, do nealbhda nó don tréud:

* Lebhit. 2. 1. 4. Ansin * an té offrálas offráil don tighearna, béurfaidh leis offráil bhídh do dheaċmadh ċuid do phlúr cumaiscthe le ceathramhadh do hin ola.

5. Agus gléusfa tú ceathramhadh do hin fíona mar offráil dighe, maille re hoffráil loiscthe nó le hiodhbairt ar son gaċ uain.

6. Nó ar son reiṫe, gléasfa tú mar offráil bhídh dá dheaċmadh ċuid do phlúr cumaiscthe leis an trian ċuid do hin ola.

7. Agus offrála tú mar offráil dighe an trian ċuid do hin fíona mar bholadh cúmhra don tighearna.

8. Agus a nuáir ghléasas tú bulóg mar offráil loiscthe, nó mar iodhbairt a ccoimhlíonadh móide, ná offrála síodha don tighearna:

9. Ansin do béura sé maille le bulóig offráil bhídh leis do trí dheaċmadh ċuid do phlúr cumaiscthe le leath hin dola.

10. Agus do béura tú leis mar offráil dighe leath hin fíon mar offráil déanta le teinidh do bholadh cumhra don tighearna.

11. Mar so do déantar ar son éanbulóige, nó ar son éinreiṫe, nó ar san uáin nó meannáin.

12. Do réir na huimhre do ghléasfuidhe, mar sin do dhéantaoi ris gaċ aon do réir a nuimhre.

13. An méid rugadh don tír, do dhéanfaidh uile na neiṫesi mar so, ag offráil offrála déanta le teinidh do bholadh cumhra don tighearna.

14. Agus má tig coimhightheaċ do ċomhnuighe eadraibh, nó gidh bé ar bith bhias bhar measc an bhur ngeinealaċaibh, agus offrálfus offráil dhéanta le teinidh do bholadh cumhra don tighearna, mar dhéantaoise, sead do dhéana seisean.

15. * Aon ordughadh amháin bhias oraibhsi don ċomhthionól, agus mar * Exod. 12. 49, Caib. 9. 14
an gcéadna don ċoimhightheaċ ċomhnuigheas (bhur measc) ordughadh siorruidhe ann bhur sliocht: mar tátaoise, is mar sin bhias an coimhightheaċ a látair an tighearna.

16. Aon dlighe agus aon nós bhias agaibh agus ag an ccoimhightheaċ ċomhnuigheas maille ribh.

17. Agus do labhair an tighearna re Maóise, dá rádh.

18. Labhair re cloinn Israel agus abair riú, a nuáir thiocfuidhe don dúthaigh a mbéaraimsi sibh.

19. Ansin is amhluidh bhias, a nuáir iosthaoi darán na tíre, offrálfidhe offráil tógtha don tighearna.

20. Offrálfaidhe suas cáca don ċéud ċuid dá bhur ttaos mar offráil thógtha: mar do níthi offráil thógtha don lár (sioltbuáilte) mar sin tógfaidhe é.

21. Don ċéad ċuid dá bhur ttaos

do

do ḃeanṫaoi don tiġearna oḟráil ṫóg-
ṫa ion bur sliocht.
22. Agus má ṙinebhṫ seachrán, agus
naċ ar ċoimhlíonabhṫ na huile aiṫne noch
do labhair an tiġearna ré Maoise,
23. A nuile ni dar aiṫin an tiġear-
na dhíb re láim Mhaoise; ón ló fár
aiṫin an tiġearna do Mhaoise, agus ó
so amaċ a measc bur ngeinealaċ:
24. Annsin is amlaidh biaidh, má ní-
ṫear ṡíni tré ainbḟios gan ḟios don
ċomhṫionóltugadh, go ttiubraidh an pobal
uile ṫarbhulóg óg uaṫa mar oḟráil
loisgṫe, mar bolaḋ ċumra don tiġear-
na, maille lé na oḟráil bhíḋ agus oḟ-
ráil diġe do réir a nordaiġe, agus
ēanmheannán do na gabhraibh mar oḟráil
pheacaiḋ.
25. Agus do dhéna an sagart síṫ
ar son ċloinne israel uile, agus maiṫ-
fiḋear dóib uile ē, óir is ainbḟios ē,
agus do ḃeardaid a noḟráil leó, iod-
bairt déanta lē teinidh don tighearna,
agus a noḟráil pheacaiḋ a laṫair an ti-
ghearna ar son a nainbḟios.
26. Agus maiṫfiḋear do chomh-
ċruinniugaḋ ċloinne israel uile ē, agus
don ċoimhiġṫeaċ ċoimhnigheas na measc, ó
ṫárla don pobal uile beiṫ a nain-
bḟios.
27. Agus * má pheacaiġeann anam ar * Lebhit. 4. 27.
biṫ tré ainbḟios, annsin do ḃéarra sé
leis gabhar bainion don ċéidbliadhain
mar oḟráil peacaiḋ.
28. Agus do dhéna an sagart
lóirgníom ar son a nanma pheacaiġeas
go hainbḟiosaċ, a nuáir do ni sé
peacaḋ go hainbḟiosaċ a laṫair an ti-
ġearna, do dhénam lóirgníoma ar a son,
agus maiṫfiḋear dó ē,
29. Ēnadliġeaḋ amháin biaidh aguibh
don tē pheacaiġeas tré ainbḟios, arāon
don tē béarṫar a measc ċloinne israel
agus don ċoimhiġṫeaċ ċoimhnigheas na
measc.
30. Ast an tanam do ni ṡíni go
hanndóṫċusaċ, más don tír ē nó coimhi-
ġṫeaċ, sgainnriġ sé an tiġearna, agus
gearrfaiġear an tanamsin as láir a
dhaoine.

31. Do ċionn gur ṫarcuisniġ sé
briaṫar an tiġearna agus gur bhris
a aiṫne, gearrfaiġear an tanam sin
ṫrid amaċ; biáiḋ a olc air féin.
32. Agus an fad do ḃádar clann
israel annsa bḟásaċ, fuaradar duine
do ċruinniġ maideada annsa tsábóid.
33. Agus an lus fuair ag cru-
inniugaḋ máideada ē, tugadar ē ċum
Mhaoise agus ċum Aaron agus chum
an ċomhċruinniġ uile.
34. Agus do ċuireadar * a láimh ē, * Lebhit. 24. 12.
do ċionn nar foillsiugaḋ creud do dhé-
antaoi ris.
35. Agus a dubhairt an tiġearna re
Maoise, cuirfiġear an tóglaċ go dei-
min ċum báis, cloċfaid an comhċruinniu-
ġaḋ uile lē cloċaibh ē taobh amuich don
ċampa.
36. Agus tugadar an coimhṫionól
uile taobh amaċ don ċampa ē, agus do
ċloċadar lē cloċaibh ē, agus do éug
sé, mar do aiṫin an tiġearna do Mha-
oise.
37. Agus do labhair an tiġearna re
Maoise, dá ráḋ.
38. Labhair ré cloinn israel agus
fuagair * dóib go ndéandaois fabhra a * Deut. 22. 12. Math. 23. 5.
nimlib a ndéadaiġeaḋ ar feaḋ a ngeine-
laċ, agus cuirid ribín gorm ar fab-
raibh a nimil.
39. Agus biáiḋ sé aguibh na bfab-
raibh, ċor go bfeictí é, agus go
mbia sé aguib mar ċuimne ar aiṫean-
tuibh an tiġearna, agus go ndéantaoi
dá réir, agus naċ leantaoi lorg bhur
gcroiḋṫeaċ féin agus bur súl féin, a
ndiaiġ a ngnáṫaiġeann sib dul do strí-
apaċus.
40. Ionnus go ccuimneoċṫaoi agus
go ndéntaoi maiṫeanta uile agus go
mbia sib naomṫa da bur Ndia.
41. Misi an tiġearna bur Ndia,
noċ tug amaċ sib as crić na Hégipte
chum beiṫ mo Dhia aguibh: misi an
tiġearna bur Ndia.

## Caib. 16.

* Caib. 27. 3. Eccle. 45. 18. Jud. 11.

Anois * Córah mac Isar mic Cohat mic Lébi, agus Dátan agus Abiram mic Eliab, agus On mac Pelet mic Reuben, do ġlacadar ċuca daóine.

2. Agus d'éirgeadar súas a laṫair Ṁhaóise maille re dróing áiriġ do ċlannaiḃ Israel, dá ċéud agus cáogad prionnsa don ċoimṫionól, * óirdeirc ann sa ċomċruinniuġaḋ, daóine ainmneaṁla.

* Caib. 26. 9.

3. Agus do ċruinniġeadar iad féin a ccionn a ċéile a naġaiḋ Ṁhaóise, agus a naġaiḋ Aaron, agus a dubradar riú; is mór ġabṫaoi sé oraiḃ féin ó ṫárla an ċomċruinniuġaḋ uile náomṫa, gaċ aon díob, agus an tiġearna na measg; ar a naḋbharsin creud fá ccuirṫaoi sibh féin súas ós cionn ṗobail an tiġearna?

4. Agus a nuair do ċúalaiḋ Maóise sin, do ṫuit sé ar aġaiḋ.

5. Agus do labhair sé re Córah agus re na ċuideaċtain uile, dá ráḋ: a máraċ féin taisbéanfuiḋ an tiġearna cia is leis, agus cia atá naomṫa; agus do bhéara sé tar a láim ris: an té sin féin do ṫoġ sé, is é do bhéara tar a ngar dó.

6. Déanaiḋsi so, glacaiḋ sionnsuiḋe ċugaiḃ Córah agus a ċuideachta uile.

7. Agus cuiriḋ teiniḋ ionnta, agus cuiriḋ túis ionnta a laṫair an tiġearna a máraċ: agus is amhluiḋ biás, gibé duine ṫoġas an tiġearna, biaiḋ sé naomṫa: gabhann sibh a niomarcuiḋ oraiḃ féin, a ċlann Lébi.

8. Agus a dubhairt Maóise re Córah, guiḋim sibh, éistiġ a ċlann Lébi:

9. An saoilti gur ni gan ċeill é mar do dhealuiġ Dia Israel sibhsi ó ċomċruinniuġaḋ Israel dá bhur ttabhairt a ngar dó féin, do dhéanamh seirbhise ṫabernacuil an tiġearna, agus seasamh a laṫair an ċomċruinniġ do ḟriotolaṁ dhóiḃ?

10. Agus ṫug sé ṫusa a bfogus dó, agus do dhearbhraiṫre uile mic Lébi maille riot; agus an bfuiltí ag iarruiḋ na sagartaċta mar an gcéudna?

11. Ar son na cúisesin ṫusa agus do ċuideachta uile do ċruinniġeabhar sibh féin a ccionn a ċéile a naġaiḋ an tiġearna: agus creud é Aaron as a ndéantaoi ictiomráḋ na aġaiḋ?

12. Agus do ċuir Maóise gairm ar Dháṫan agus ar Abiram, clann Eliab, noċ a dubhairt, ni ráċamne súas.

13. An ni gan ċeill é go ttug tusa sinn as dúṫaiġ líonṁar do bainne agus do ṁil, dar marbaḋ ann sa bfásaċ, aċt muna ndéana tú prionnsa díot féin ṫríd amaċ ós ar ccionn?

14. Tuilleaḋ fós, ni ṫug tú sinn go tír líonmhur do bainne agus do ṁil, agus ni mó ṫug tú oiġreaċt fearann nó fíneaṁna dhúinn: an gcuirfe tú súile na ndaoine amach? ni raċamne súas.

15. Agus do bí Maóise roḟeargach, agus a dubhairt ris an ttiġearna, ná tabhairsi * meas ar a nofráil so: níor bhean misi éinasal aṁáin díob, agus ni mó do ġortuiġ mé áon aca.

* Gen. 4. 4.

16. Agus a dubhairt sé re Córah, bíḋsi agus do ċuideachta uile a laṫair an tiġearna a máraċ, ṫusa agus iadsan agus Aaron.

17. Agus glacaḋ gaċ aon aguibh sionnsa, agus cuiriḋ túis ionnta, agus tugaḋ gaċ áon aguibh a ṡionnsa féin a laṫair an tiġearna, dá ċéud agus caogad sionnsa; ṫusa mar an gcéudna agus Aaron gaċ aon aguibh a ṡionnsa.

18. Agus do ġlac gaċ áon aca a ṡionnsa, agus do ċuir teiniḋ ionnta, agus do ċuireadar túis ar an tteiniḋ, agus do ṡeasadar a ndorus ṫabernacuil an ċomċruinniġ, maille re Maóise agus Aaron.

19. Agus do ċruinniġ Córah an ċomċruinniuġaḋ uile na naġaiḋ go dorus ṫabernacuil an ċomċruinniġ, agus do foillsiuġaḋ glóir an tiġearna don ċomċruinniuġaḋ uile.

20. Agus

20. Agus do laḃ. an tiġearna re Maóise agus re hAaron, dá ráḋ.

21. Deluiġiḋ sib féin as lár an poḃailsi, go sgriosa mé iad a móimint.

22. Agus do ṫuiteadarsan ar a naġaiḋ agus a dubradar, a Dhé, Dia spiorad gach uile ḟeóla, an bpeċóċaiḋ áondhuine amháin, agus an mbia tú fergach ris an bpobal uile?

23. Agus do laḃ. an tiġearna re Maóise, dá ráḋ,

24. Laḃ. ris an gcomċruinniuġaḋ, dá ráḋ, éirġiḋ suas ó ḃeiṫ a ttimċioll ṫabernacuil Chórah, Dhátan, agus Abiram.

25. Agus déiriġ Maóise suas, agus do ċuaiḋ go Dhátan agus go hAbiram, agus do leanadar sinnsir Israel uile é.

26. Agus do laḃ. sé ris an bpobal, gá ráḋ, guiḋim sib deluiġe sib féin ó lóistinib na ndroċdhaoineso, agus ná buáiniḋ re hénní is leó, deagla go muirḃfiḋe sib uile iona bpeacaiḃsion.

27. Mar sin déirġeadar suas ó ṫabernacuil Chórah, Dhátan agus Abiram ar gach leiṫtaoiḃ, agus táinic Dátan agus Abiram a mach, agus do sesadar a ndorus a lóistin, agus a mná agus a mic, agus a cclann beg.

28. Agus a dubhairt Mhaóise, leis so aitheontaoi gur chuir an tighearna misi do dhéanamh na noibreachso uile: óir ni dearna mé iad as mintinn féin.

29. Má gheibhid so bás coitcheann a nuile dhuine, nó más mar ticteur ar na huile dhaóinibh tiocfuiġear orra, ann sin ni hé an tiġearna do ċuir misi uaḋ.

30. Ach má ni an tiġearna ni nuaḋ, agus go bfoisceoluiḋ an talamh a bhéul, agus a slugadh suas gun a nuile ni dá mbeanann riú, agus go rachaid síos beó ann sa poll, ann sin tuigfiḋe gur ċuireadar an muintire ferg ar an ttiġearna.

31. * Agus tárla mar do sguir sé do labairt na mbriaṫarso uile, gur scoilt an talamh do bí fúṫa ó ċéile.

32. Agus dfoscuil an talamh a bhéul, agus do slug suas iad féin, agus a ttiġṫe, agus a nuile dhuine dar bain re Córah, agus a maóin uile.

33. Iad féin agus an méid do bean riú, do ċuadar beó síos ann sa bpoll, agus do dhúnaḋ an talamh ar a muin, agus do ċugadar as lár an ċomċruinniġ.

34. Agus do ṫeiṫeadar na hIosraelitiġ uile do bí na ttimċioll fa ngeuáirt roimh a néiġeam: óir a dubradar, deagla go sluigfioḋ an talamh sinne mar an cceádna.

35. Agus táinic teine a mach ón ttiġearna, agus do loisc an dá ċéad agus an caógad do offráil an tuis.

36. Agus do laḃ. an tiġearna re Maóise dá ráḋ,

37. Laḃ. le hEleásar mac Aaron an sagart na tiosruiḋe do ṫógbáil suas as an loscaḋ; agus spréiġse an teine ann súd: óir atáid náomṫa.

38. Siosruiḋe na bpeacachso a naġaiḋ a nanmann féin, deantar plátuiḋe leaṫna dhíob mar ḟolaċ do naltóir: óir do offráladar iad a laṫair an tiġearna; uime sin atáid náomṫa, agus béiḋ na ccomharṫa do ċloinn Israel.

39. Agus do tóg Eleásar an sagart na tiosruiḋe práis le ndearnadar an lus do loisceḋ offráil, agus do rineḋ plátuiḋe leaṫna dhíob mar ḟolaċ do naltóir:

40. Chum a mbeiṫ na ccuimhne do ċloinn Israel, ionnus nach dtiocfaḋ éancoimhiġeċ nach do ṡíol Aaron doffráil tuise a laṫair an tiġearna; cor nach biáiḋ sé mar Chórah, agus mar a ċuideachduin, mar do ráiḋ an tiġearna ris le láim Mhaóise.

41. Air an na márach do rineadar comċruinniuġaḋ chloinne Israel uile itiomráḋ a naġaiḋ Mhaóise 7 Aaron, ga ráḋ, do marbabar muintir an tiġearna.

42. Agus

* Caib. 27. 3. Deut. 11. 6. Psal. 106. 17.

42. Agus tárla a nám do ċruinniġeadar an pobal uile a naġaidh Mhaoise agus a naġaidh Aaron, gur féuċadar leith re tabernacuil an ċoimċruinniġ, agus féuċ, do ḟoluiġ an néull é, agus do ṫaisbéin glóir an tiġerna.

43. Agus ṫáinic Maoise agus Aaron as coinne ṫabernacuil an coimċruinniġ.

44. Agus do labhair an tiġerna re Maoise, dá rádh.

45. Eiriġ amaċ as an gcuideaċta-sin go mbásuiġe misi iad a móiment: agus do ṫuiteadarsan ar a naġaidh.

46. Agus a dubhairt Maoise re hAaron, glac tiosra agus cuir teinidh ann ón naltóir, agus cuir túis uirre agus éiriġ go luaṫ ċum an ċoimċruinniġ, agus dena lóirgniomh ar a son: óir do ċuaidh diogaltas amaċ ón dtiġerna: do ṫionsgnuiġ an pláiġ.

47. Agus do ġlac Aaron mar a dubhairt Maoise ris, agus do riṫ a lár an ṗobail, agus do bhí an pláiġ ar dtosuġadh a measc an ṗobail, agus do ċuir túis uirre, agus do rinne síṫ ar son an ṗobail.

48. Agus do ṡeas sé eidir na beódhaibh agus na marbhuibh, agus do coisceadh an pláiġ.

49. Anois an méid déug don pláiġ, do budh ceiṫre míle déug agus seaċt gcéud, leaṫ amuiġ don druing déug fa ċúis Chórah.

50. Agus do ḟill Aaron chum Maoise go dorus ṫabernacuil an ċoimċruinniġ, agus do coisceadh an pláiġ.

## CAIB. 17.

AGus do labhair an tiġerna re Maoise, dá rádh,

2. Labhair re cloinn Israel, agus glac slat ó gaċ éanduine aca do réir tiġe a naiṫreadh, ó na bprionnsuibh uile, do réir tiġe a naiṫreadh, dá slait déug: sgriobhsa ainm gach éanduine ar a ṡhlait féin.

3. Agus sgriobhṫa tú ainm Aaron ar slait Lébhi: óir budh éinṡlat amáin bias ag ceann tiġe a naiṫreadh.

4. Agus cuirfe tú suas iad a ttabernacuil an ċoimċruinniġ, a láṫair na fiadhnuise * mar a tteiġeamna misi riot. * Exod. 25. 22.

5. Agus tiucfa a ccriċ go ttiucfa bláṫ ar slait an té ṫoiġfeas misi: agus do ḃeara misi fa dera go sguirfid iṫiomradh ċloinne Israel díom, lé ndeunaid iṫiomradh bhur naġaidsi.

6. Agus do labhair Maoise re cloinn Israel, agus tug gaċ aon dá bprionnsuibh slat dó, aon ar son gaċ éinprionnsa do réir tiġe a naiṫreadh dhá slait déug, agus do bhí slat Aaron a measc a slat.

7. Agus do ċuir Maoise na slata suas a laṫair an tiġerna a ttabernacuil na fiadhnuise.

8. Agus tárla ar na máraċ go ndeaċaidh Maoise go tabernacuil na fiadhnuise, agus féuċ do bhí slat Aaron ar son tiġe Lébhi ar ngeagadh amach, agus tug uaiṫe mócáin agus bláṫa, agus tug almóinne uaiṫe.

9. Agus do tug Maoise na slata uile amaċ ó laṫair an tiġerna, chum cloinne Israel uile, agus do ḟéaċadar, agus do ġlac gaċ neaċ dhiob a ṡhlat féin.

10. Agus a dubhairt an tiġerna re Maoise, * tabhair slat Aaron a ris a laṫair na fiadhnuise dá taisgidh mar ċomarṫa a naġaidh na gceannairceaċ; agus tóigfe tú ṫrid amaċ a monabar dhiomsa go naċ básuiġṫear iad. * Eabhr. 9. 4.

11. Agus do rinne Maoise sin; mar do aiṫin an tiġerna dhe, is mar sin do rinne sé.

12. Agus do labradar clann Israel re Maoise, ga rádh; féuċ atámaoid ag éug, do imiġiomar sgċad, do ċuadhmar uile sgċad.

13. Gidh be ar biṫ ṫiucfas a ngoire do ṫabernacuil an tiġerna do ġeba sé bás: an ccrioċnóċfiġear sinne lé básuġadh?

CAIB.

## Caib. 18.

AGus a duḃairt an tiġearna re hÁaron, iomċóra tusa agus do ṁic agus tiġ hathar maille leat éigceart na sanctóra: agus iomċóra tusa agus do ṁic maille leat aindliġeaḋ bur sagartasa:

2. Agus do ḃearḃráiṫre mar an cceḋna do ṫreiḃ Lebhi, treaḃ hathar, tabhairsi leat iad go naḃtar leat iad, agus go ndearnaid friṫeolaṁ ort: act do ḋéanaṁ tusa agus do ċlann maille riot miniostrálas ag coiṁe ṫabearnacuil na fiaḋnuise.

3. Agus coiṁéadfaid siad do chúram, agus cúram an tabearnacuil uile: act amháin ni ṫiucfaid a ngar soiṫeach na sanctóra agus na haltóra, go naċ néugaid siadsan ná tusa mar an gcéḋna.

4. Agus ceangoltar leat iad, agus coiṁéadfaid cúram thabearnacuil an ċoṁċruinniġ do ḋéanaṁ seirbhise an tabearnacuil uile: agus ni ṫiucfa coiṁiḋeaċ bar ngoire.

5. Agus coiṁéadfaidhe cúram na sanctóra agus cúram na haltóra, go naċ biaiḋ fearg ar biṫh ós cionn ċloiṅe Israel.

6. Agus misi, féuċ * rug mé bur ndearbraiṫre na Lebhitigh ó beiṫh a measc ċloiṅe Israel: dhuitsi tugaḋ iad mar ṫabartas don tiġearna, do dhéanaṁ seirbhise ṫabearnacuil an chomhċruinniġ.

* Caib. 3.45.

7. Ar a naḋbharsin coiṁéudfa tusa agus do ċlann maille riot oifig bur sagartasa do gaċ ní do naltóir, agus taoḃ a stiġ don brat, agus do ḋéantaoi seirbhis: tug mé bhur noifig sagartasa dóiḃ mar ṡeirbhis tioḋlaicṫe: agus an coiṁiḋeaċ ṫiucfas a ngar cuirfiġear ċum báis é.

8. Agus do labair an tiġearna re hÁaron, féuċ, tug mé duit mar an cceḋna cúram moḋrála tógṫa do uile ni naoṁṫa ċloiṅe Israel; dhuitsi tug mé iad do ḃriġ a nungṫa agus dod ṁacaiḃ, re hordughaḋ siorruiḋe.

9. Buḋ leatsa so do na neithibh ronaoṁtha (do congmhadh) ón teinid: gaċ uile ofráil is leósan, gaċ uile ofráil biḋ is leósan, gaċ ofráil pheacaiḋ is leósan, agus gaċ ofráil aindliġiḋ is leósan, noċ do ḃéuraid daṁsa, biaiḋ si ronaoṁṫa dhuitsi agus dod ṁacaiḃ.

10. Annsa náit is ronaoṁṫa iosas tú sin, gaċ aon fearḋa iosas é: biaidh sé naoṁṫa dhuit.

11. Is leatsa so mar an cceḋna; ofráil ṫógṫa a dtioḋlaicte, maille re uile ofrála ṫonnta ċloiṅe Israel: ṫug mé dhuitsi iad, agus dod ṁacaiḃ agus dod * ingeanaiḃ maille riot, lé statuid siorruiḋe: gaċ aon dá mbia glan ann do ṫiġ iosfaiḋ sé ḋe.

* Lebhit.10.14.

12. A nuile ċuid is fearr do nola, agus a nuile ċuid is fearr don ffion, agus don ċruiṫneaċt, a gceadtoraḋ sin noċ ofráilfid don tiġearna, ṫug mé iadsin dhuitsi.

13. Agus gid bé is tósca bhias abaiḋ annsa dúṫaiġ, noċ do ḃéuraid ċum an tiġearna, buḋ leatsa sin, gaċ aon dá mbia glan ann do ṫiġ iosfaiḋ sé ḋe.

14. * A nuile ṫioḋlaicṫe naoṁtha an Israel buḋ leatsa iad.

* Lebhit.27.28.

15. A nuile ni ḟosclas an * bhrú, annsa nuile ḟeóil noċ beirid siad chum an tiġearna, mas do ḋaoinib nó do beaṫaċaiḃ, buḋ leatsa iad: giḋeaḋ céidġin an duine fuáisceola tú go deimin, agus céidbreiṫ na mbeaṫaċ neaṁġlan fuáisceola tú.

* Exod.13.2. & 22.29. Lebhit.27.26. Caib. 3.13.

16. Agus an méid bias re a bfuasclaḋ ó ṁí dhaois, fuáisceola tú iad do réir do measta féin, ar ḃrioḋ ċúig secel, do réir secel na sanctóra, * noċ is fiċe Gerah.

* Exod. 30.13. Lebhit. 27.25. Caib. 3.47. Ezech. 45.12.

17. Act céadġein bó, nó céaduan caorach, nó céidmeanán gabhar, ni fuáisceola tú, atáid sin naoṁṫa: croiṫfe tú a bfuil ar a naltóir, agus

loisgfe tú a mḟeaṫas mar offráil dhenta
le teinidh mar boladh cumhra don ti-
ghearna.
18. Agus budh leatsa a bfeóil sin,
* Exod. 29. 26. amhuil is lesh an * cliaṫán toghaċ agus
an slinnéun deas.
19. A nuile offráil tógṫa do nei-
ṫib naomhṫa, noċ offrálaid clann Israel
don tighearna, tug mé dhuitsi agus dod
macaib agus dod ingenaib maille riot
le statuid siorruidhe: is cunnradh sa-
lainn é go bráṫ a laṫair an tighearna
dhuitsi agus dod ṡiol maille riot.
20. Agus do labhair an tighearna re
hAaron, ni biáidh oighreaċt ar biṫ agad
iona nduṫaighsion, ni mó biaidh roinn ar
* Deut. 10.9. & 18.2. Jos. 13.14,33. Ezech. 44.28. biṫ agad na measg: is misi do * chuid-
si agus hoighreaċt a measg cloinne Is-
rael.
21. Agus féuċ, tug mé do ċloinn
Lebhi a nuile deachmadh a Nisrael mar
oighreaċt ar son a seirbhise do nid, mar
atá seirbhis ṫabernacuil an chomh-
chruinnig.
22. Ni mó ṫiucfaid clann Israel
feasda a ngar ṫabernacuil an chomh-
chruinnig, deagla go ndeanaidis peacadh, a-
gus go bfuigedis bás.
23. Ach na Lebhitigh dheanas seir-
bhis ṫabernacuil an ċomhchruinnig, agus
iomċóruid siad a cciontа: budh sta-
tuid siorruidhe sin a measg bar ngei-
nealaċ naċ bfuighid oighreaċt ar biṫ a measc
ċloinne Israel.
24. Aċ deaċmaḋa ċloinne Israel,
noċ offrálaid siad mar offráil tógṫa
don tighearna, tug mé sin do na Lebhi-
tibh mar oighreaċt: ar a nadhbharsin a
dubhairt mé riú, ni bfuighid oighreaċt ar
biṫ a measg ċloinne Israel.
25. Agus do labhair an tighearna re
Maoise, gá rádh.
26. Labhair mar so ris na Lebhitibh,
agus abhair riú, a nuáir ġeabhṫaoi na
deachmaḋa do ċloinn Israel, noċ thug
misi dhíbh mar oighreaċt uaṫasan; an-
sin offráilfidh sibh offráil tógṫa dhe sin
don tighearna, an deachmadh cuid don deach-
mhadh.
27. Agus a nofráil tógṫa so
agaibhsi, coimeorṫar ċugaibh i mar an ar-
bar urláir an buáilte, agus iomláine
soiṫigh bruighte an fhíona.
28. Mar so offráilfe sibhse fós
offráil tógṫa don tighearna da bur
nuile deachmhaibh, noċ ġlacfaidhe ó ċloinn
Israel, agus do bhéarṫaoi dhe sin offráil
tógṫa an tighearna do Aaron an sa-
gart.
29. Amaċ as bur nuile ṫabhartus
offráilfe sibh a nuile offráil tógṫa an
tighearna, da uile mḟeaṫas sin [offráil-
fidh] an chuid naomhṫa dhe.
30. Uime sin abhair tú riú, a nu-
áir ṫóigfeas tú an chuid is fearr dhe sin
uadh; ansin coimeorṫar do na Lebhi-
tibh é mar bhiseaċ urláir an buáilte,
agus mar bhiseaċ soiṫigh bruighte an fhí-
ona.
31. Agus iosṫaoi é ann gaċ ionball,
sib féin 7 bur dteaghlaċ: óir sé luáċ
bur seirbhise a ttabernacuil an ċom-
ċruinnigh é.
32. Agus ni bia peacadh ar bith
oraibh da bhrigh sin a nuáir ṫóigfidh dhe
an chuid is fearr dhe; ni mó ṫruailleoċ-
ṫaoi neiṫe naomhṫa ċloinne Israel, deagla
go néugfadh sibh.

## CAIB. 19.

AGus do labhair an tighearna re
Maoise agus re hAaron,
gá rádh.
2. Sé so ordughadh an
dlighe, noċ do aiṫin an tighearna, gá
rádh, labhair re cloinn Israel go ttug-
dáis ċugad colpaċ baineann dhearg-ruaidhe
gan toibéim, ann naċ bia gonn, agus
ar nar cuireadh cuing a riamh.
3. Agus do bhéarṫaoi Eleásar
an sagart i, chor go ttugadh sé
amaċ as an ccampa * i, agus go mar- * Eabhr. 13. 11.
bhadh ann i ann a fiadhnaise.
4. Agus glacfaidh Eleásar an sa-
gart dá fuil le na méur, agus * craoit- * Eabhr. 9. 13.
fidh

ḟuil a ḟuil go díreċ ar coinne tabernac-
cuil an ċoṁċruinniġ seaċt nuáire.
5. Agus loiscfiḋ (sí) an ċolpaċ
*Exod.29.14. Lebhit:4.11, 12. ann a radharc; * a croicionn, agus a
feóil, agus a fuil maille ré na hóilġeċ
loiscfear sé.
6. Agus glacfuiḋ an sagart crann
céduir, agus isóip, agus scárlóid, a-
gus caitfiḋ é a lár loiscte na col-
puiḋe.
7. Annsin niġfiḋ an sagart a éa-
daċ, agus foṫruicfiḋ a ċorp a nuis-
ge, agus na ḋiaiġ sin tiucfaiḋ sé don
ċampa, agus biaiḋ an sagart neamh-
ġlan go tráṫ nóna.
8. Agus an té loisgeas í niġfiḋ
sé a éadaċ a nuisge, foṫruicfiḋ a
ċorp a nuisge, agus biaiḋ neiṁġlan
go tráṫnóna.
9. Agus cruinneoċuiḋ duine bhias
glan luaiṫ na colpuiḋe agus cuirfiḋ a
ttaisgiḋ é taoḃ a muiċ don ċampa a
nionad ġlan, agus coiṁdeocṫar é do
ċoiṁṫionól ċloinne Israel mar uisge
dealuiġṫe: is glanaḋ ar son peacaidh
é.
10. Agus an té ċruinniġios luaiṫ
na colpuiḋe niġfiḋ sé a éadaċ, agus
biaiḋ sé neiṁġlan go tráṫnóna: agus
biaiḋ sé ag cloinn Israel, agus ag an
ccoiṁiḋeaċ ċoṁnuiġeas na measc na reaċt
síoruiḋe.
11. Agus an té ḃeanas ré corp
marḃ duine ar biṫh, biaiḋ sé neiṁġlan
go ceann seaċt lá.
12. Glanfuiḋ sé é féin leis sin ar
an treas lá, agus an seaċtmaḋ lá
biaiḋ sé glan: ach muna nglana sé é
féin an treas lá; annsin ni biaiḋ sé
glan an seaċtmaḋ lá.
13. Giḋ bé ḃeanus ré corp marḃ
duine ar biṫh éugtas, agus naċ glan-
fuiḋ é féin, salċaiḋ sé tabearnacul
an tiġearna, agus gearrfuiġear an
tanam sin ó Israel: do ċionn nar
croitheaḋ uisge an dealuiġthe air,
biaiḋ sé neaṁġlan; atá a neaṁġloine
fós air.
14. Sé so an dliġeaḋ, a nuáir
ġeabus duine bás a lóistin: an méid
tiucfas a steaċ annsa lóistin, agus
an méid bias a stiġ annsa lóistin, béiḋ
neiṁġlan seaċt lá.
17. Agus glacfuiḋ siad ar son
duine neiṁġlain do luaiṫ no colpuiḋhe
loiscṫe an ġlanta ar son peacaiḋ, agus
cuirfiġear uisge reaṫa na ċionn a soi-
ṫeċ:
18. Agus glacfuiḋh duine glan
isóip agus tumfuiġ annsa nuisge é, a-
gus croitfiḋ ar an lóistin é, agus
ar na soiṫiġiḃ uile, agus ar na daoi-
niḃ do bí annsin, agus ar an té do
ḃean ré cnáiṁ nó ré duine do marbaḋ,
nó ré duine fuáir bás, nó ré huáiġ.
19. Agus croitfiḋ an duine glan
ar an neiṁġlan an treas lá, agus an
seaċtmaḋ lá; agus ar an seaċtmaḋ lá
glanfuiḋ é féin, agus niġfiḋ a éadaċ,
agus foṫruicfiḋ é féin a nuisge, agus
biaiḋ sé glan tráṫnóna.
20. Ach an té bias neiṁġlan, agus
naċ glanfuiḋ é féin, gearrfuiġear an
tanam sin amaċ as an ccoṁċruinniu-
ġaḋ, do ċionn gur thruáill sé sanctó-
ra an tiġearna: níor croiteaḋ uisge an
dealuiġṫe air, atá sé neiṁġlan.
21. Agus biaiḋ sé na reaċt sior-
ruiḋe ḋóiḃ: an té ċroiteas uisge an
dealuiġṫe niġfiḋ sé a éadaċ, agus an
té ḃeanas ré huisge an dealuiġṫe biaiḋ
sé neiṁġlan go tráṫnóna.
22. Agus giḋ bé ní ré mbeanfuiḋh
an duine neiṁġlan, biaiḋ sé neiṁġlan:
agus an tanum beanfas ris, biaiḋh sé
neiṁġlan go tráṫnóna.

---

## C a i b. 20.

ANnsin tangadar clann Isra-
el, an coṁċruinniuġaḋ uile,
go díoṫraiṁ Sin annsa ċéad
mí; agus do bí an pobal
na ccoṁnuiḋe ann Cades, a-
gus déug Miriam annsin, agus do hadh-
luiceaḋ annsin í.

2. Agus ni raibh uisge ag an bpobal, agus do ċruinniġeadar iad féin a ccionn a ċéile a naġaidh Mhaoise agus Aaron.

3. Agus do spreagadar an pobal Maoise, agus do labhradar, dá rádh, truaġ a Dhé nar éagamar * an tan do éugadar ar ndearbhraiṫre a laṫair an tiġearna.
* Exod. 17. 2.

4. Agus * créd fá ttugabhair se lib comṫionól an tiġearna don bhfásacso, ionnus go bfaiġmís féin agus ar náirnéis bás?
* Caib. 11.33.

5. Agus créd fá ttugabhair fá deara dúinn teaċt amaċ as a Négipt dar ttabhairt a steaċ don droċ áitso: ni fearann síl é, nó figeadh, nó fíneamhna, nó pomgránat, ni mó atá uisge ré ól ann.

6. Agus do ċuáidh Maoise agus Aaron as laṫair an pobail go doras tabernacuil an ċomṫionóil, agus do ṫuiteadar ar a naġaidh, agus do foillsiġ glóir an tiġearna i féin dóibh.

7. Agus do labhair an tiġearna re Maoise, dá rádh;

8. Glac an tslat, agus cruinniġ an toireaċtas a bfoċair a ċéile, tú féin agus Aaron do dearbhraṫair, agus labhraidh ris an gcarraig as coinne a súl, agus do béura a huisge uaiṫe; agus do béara tusa amaċ as an ccarraig uisge dóibh: mar sin do béara tú deoċ don ċomṫionól agus dá náirnéis.

9. Agus do ġlac Maoise an tslat as laṫair an tiġearna, mar do aiṫin sé dé.

10. Agus do ċruinniġ Maoise agus Aaron an pobal a bfoċair a ċéile as coinne na carraige, agus a dubhairt sé, éisdiġ a nois a ṁeirleaċa, an gcaiṫfimne uisge do ṫabhairt daóibh as an ccarraigsi?

11. Agus do ṫóg Maoisi a lámh suás, agus lé na slait do buáil sé an ċarraig fá dhó: agus táinic an tuisge amaċ go hiomarcaċ, agus do ibheadar na daoine agus a náirnéis mar an gcéadna.

12. Agus do labhair an tiġearna re Maoise agus re hAaron, do ċionn nar ċreideabhair dam dom naomhaḋ a laṫair ċloinne Israel; uime sin ni ṫiubhartaoi an ċoṁṫionólsa don dúṫaiġ tug mé dóibh.

13. * Sé so uisge Mheribah do ċionn go ndearnadar clann Israel cearrtuġaḋ ris an ttiġearna, agus gur naomhaḋ é ionnta.
* Psal. 106. 32.

14. Agus do ċuir Maoise teaċta ó Chades go Riġ Edom: is mar so a deir do dearbhráṫair Israel, atá a fios agad ar gaċ ni dar éiriġ dúinne ann ar ttrus:

15. Mar do ċuádar ar naiṫre sios do Négipt, agus mar ċomhnuiġeamaoidne san Négipt aimsior fada; agus gur ċráidheadar na hEgiptigh sinn féin agus ar naiṫre.

16. Agus a nuáir do éiġeamar ar an ttiġearna, do ċualaidh sé ar ngut, agus do ċuir sé aingeal uaidh, agus tug leis amaċ sinn as a Négipt: agus féuċ, atámaóid a Ccádes, an ċaṫair is faide amaċ ann do ṫeórannaibh.

17. Tabhair cead sliġeaḋ dúinn, iarramaoid ort, ṫrid do dhúṫaiġ: ni geabam ṫrid na maċairibh, nó ṫrid na fíneamhnaibh, ni mó ibhthiom dusge na ttoibreaċ: imeoċam ród an Riġ, ni fillfeam don láimh deis nó don láimh ċli, nó go tteiġiom ṫar do ṫeórannaibh.

18. Agus a dubhairt Edom ris, ni ġeaba tú ṫriomsa, deagla go ttiucfainn amaċ ad aġaidh leis an cclaidheamh.

19. Agus a dubhradar clann Israel ris, raċamaoidne ar feaḋ na sliġeaḋ móire: agus má ibiom féin ná máirnéis deoċ dod uisge, ansin díolfa mé ar a son; raċhad amháin (gan éinni oile) ṫrid a tír dom ċosaibh.

20. Agus a dubhairt seision, ni raċa sibh ṫrid; agus táinic Edom amaċ na naġaidh lé mórán sluáiġ, agus lé láimh láidir.

21. Mar so do dhiult Edom cead sliġeaḋ do ṫabhairt do ċloinn Israel ṫré ná ṫeórainn: uime sin do filleadar clann Israel uaidh.

22. Agus

22. Agus do ghluaisiodar clann
Israel, an comhchruinniughadh uile, ó
* Caib. 33.37. * Chades agus tangadar go sliabh
Hor.
23. Agus do labhair an tighearna
re Maoise agus re Haaron a sliabh
Hor láimh re bruach fearainn Edom, ag
rádh.
24. Béarthar Aaron a gcionn a
ndaoine, óir ni racaidh sé don tir noch
thug misi do chloinn Israel, do cionn
gur chathraigheabhair a naghaidh mo bhreith-
re ag uisce Mheribah.
* Caib. 33.38. Deut. 32.50. 25. * Glac chugad Aaron agus a
mhac Eleasar, agus tabhair suas a
sliab Hor iad.
26. Agus bean a éadach do Aaron,
agus cuir ar Eleasar a mhac é, agus
cruinneochthar Aaron cum a dhaoine, a-
gus do gheaba bás annsin.
27. Agus do rinne Maoise mar
a dubhairt an tighearna ris, agus do
chuadar suas ar sliab Hor a radharc
an phobail uile.
28. Agus do bhean Maoise a éadach
do Aaron, agus do chuir ar Eleasar
* Deut. 10.6. & 32. 50. a mhac é, agus fuair * Aaron bás
annsin ar mhullach an tsléibhe: agus tái-
nic Maoise agus Eleasar a nuas
don tsliab.
29. Agus a nuair do chonchadar an
pobal uile go bhfuair Aaron bás, do
rinne tigh Israel uile dóbhrón a ndiaigh
Aaron triochad lá.

---

## CAIB. 21.

* Caib. 33.40. gus a nuair do chualaidh
Rig Arad an Cananitech,
noch do chomhnuigh budh dheas,
go ttáinic Israel a slighe
an lus brata; annsin do
throid sé a naghaidh Israel, agus do
ghab cuid aca na bprioshúnachaibh.
2. Agus tug Israel móid don ti-
ghearna, agus a dubhairt, ma sheachadann tú
go dearbhtha na daoinesi am láimhse, ann-
sin scriosfa mé go hiomlán a ccait-
reacha.
3. Agus do éist an tighearna re
glór Israel, agus do sheachaidh dóibh
na Cananitigh, agus do scriosadar
go hiomlán iad féin agus a ccaith-
reacha; agus do ghoir sé Hormah dainm
don áit.
4. Agus do ghluaisiodar ó shliabh
Hor láimh re slighe na mara ruaidhe
chum tíre timcioll chríche Edom: agus
do bhi anam na ndaoine ar na dhroich-
mheisniughadh go mór do bhrígh na slighedh.
5. Agus do labhair an pobal a na-
ghaidh Dé, agus a naghaidh Mhaoisi,
créad fá ttugabhair amach as a Négipt
sinn dfaghail bháis san bhfásach? óir ni
bhfuil arán nó uisge ar bith ann, agus
do fhuathaidh ar * nanam an tarán eut-
tromso. * Caib. 11.6.
6. * Agus do chuir an tighearna nait- * Eagna 16.
reacha nimhe tintighe a measc an phobail; 1.5. 1 Cor.
agus do chognadar an pobal, agus 10. 9.
fuair mórán daoine do Israel bás.
7. Uime sin tangadar an pobal
chum Maoise, agus a dubhradar, do
pheacaigheamar, óir do labhramar a naghaidh
an tighearna agus ad aghaidhsi; guidh
an tighearna go mbeireadh na naithreacha
nimhe uainn: agus do ghuidh Maoise ar
son an phobail.
8. Agus a dubhairt an tighearna re
Maoise, déna duit nathair nimhe thinti-
ghe, agus cuir ar chrann í; agus ti-
ucfa de sin gach duine loitfighear, a
nuair féachfus uirre, go mairfidh sé.
9. Agus do rinne * Maoise nathair * 2 Riogh. 18.
nimhe do phrás, agus do chuir ar chrann í; 4. Eóin 3.14.
agus tárla dá loitedh nathair nimhe
éanduine, a nuair do féachadh sé ar a
nathair nimhe phráis, go mairedh sé.
10. Agus do ghluaisiodar clann
Israel rompa, agus do shuigheadar ann
* Obot. * Caib. 33.43.
11. Agus do ghluaisiodar ó Obot,
agus do shuigheadar ag cárnaibh Abarim,
annsa bhfásach, noc atá as coimhe Mho-
ab leth re héirghe gréine.

12. Do

12. Do áṫruiġeadar as sin, agus do ṡuiḋeadar a ngleann Sared.

13. Do áṫruiġeadar as sin, agus do ṡuiḋeadar ar an ttaoiḃ tall do Arnon, noċ atá annsa bfásach, noċ thig amaċ as imliḃ na Namoriteach: óir sé Arnon teórann Mhoab idir Mhoab agus na Hamoritigh.

14. Is uime sin a deirthear a leabhar cogaiḋ an tiġearna, gidh bé rinne sé san mhuir ruaiḋ, agus ag sroṫaiḃh Arnon.

15. Agus ag sruṫ na naibneadh, noch ṫéid síos go tír Ar, agus luiḋios ar ṫeórainn Mhoab.

16. Agus do ċuadar as sin go Beer: sé sin an tobar ar ar labhair an tiġearna re Maóise, cruinniġ an pobal a bfochair a ċéile, agus do ḃéara misi uisge dóiḃ.

17. Ann sin do ċan Israel an ċaintic si: Tibir a nios a tobair: freagraiḋ si dó.

18. Do ṫoċladar na prionnsaiḋe an tobar, do ṫoċladar uaisle an pobail maille re feartabharta an dliġe le na mbataiḃ é: agus (do imṫiġeadar) ón bfásaċ go Mattanah.

19. Agus ó Mhattánah go Nahaliel, agus ó Nahaliel go Bamot.

20. Agus ó Bhamot annsa ġleann atá a ttír Mhoab go mullaċ Pisgah, noċ féċus leath re Jesimon.

21. Agus do ċuir Israel teaċta go Sihon Rí na Namoriteach gá ráḋ.

22. * Léig dam gabáil tríd do ḋúṫaiġ, ní fillfiom annsna macairiḃ, nó annsna fíneamhnaiḃ, ní iobhṫam d'uisce an tobair, as imeoċam ród an Ríġ nó go ndeachum ṫar do ṫeórannaiḃsi.

* Deut. 2. 27. Breitheamh. 11. 19. Deut. 29. 7.

23. Agus níor báill lé Sihon cead do ṫabhairt do Israel gabáil tré na ḋúṫaiġ, aċ do ċruinniġ Sihon a ḋaoine uile a bfochair a ċéile, agus do ċuaiḋ sé amaċ a naġaiḋ Israel san bfásach, agus ṫáinic go Iahas, agus do ṫroid a naġaiḋ Israel.

24. Agus do buáil * Israel é lé faobhar an ċloiḋim, agus do ṡealbhaiġ a ḋúṫaiḋ ó Arnon go Iabboc, eadhon go nuige cloinn Ammon: óir do bí teórann ċloinne Ammon láidir.

* Jos. 12. 2. Psal. 135. 11. Amos 2. 9.

25. Agus do ġab Israel na caiṫreacha so uile, agus do ċomhnaiġ Israel a ccaiṫreaċaiḃ na Namoriteach; ann Hesbon, agus ann a uile bailtiḃ.

26. Oir do bé Hesbon caṫair Sihon Ríġ na Namoriteach, noċ do ċaṫaiġ a naġaiḋ ċéidríġ Mhoab, agus do ḃeanadh a ḋúṫaiḋ uile as a láim go nuige Arnon.

27. Uime sin an drong labhras a seanfocluiḃ, a deiriḋ, tigiḋ go Hesbon, cuirthear suas agus ullmhaiġthear caṫair Sihon.

28. Oir do ċuaiḋ teiniḋ amaċ as Hesbon, lasair ó ċaṫraiġ Sihon: do loisc Ar Mhoab, agus tiġearnaiḋhe áitreach árd Arnon.

29. A mairg duitsi a Mhoab, atá tú millte a pobal * Chemos; tug sé a mic do ċuaiḋ as, agus a ingena a mbraiġdionas do Shihon Ríġ na Namoriteach.

* 1 Riogh. 11. 7. 33.

30. Do thollamar re saiġdiḃ iad, do milleaḋ Hesbon go nuige Dibon, agus do rinneamar fásaċ díoḃ go nuige Nophah, noċ roiċtheas go Medeba.

31. Mar sin do áitriḃ Israel a ndúṫaiġ na Namoriteach.

32. Agus do ċuir Maóise brath ar Iáazer, agus do ġabadar a bailte, agus do teilgeadar amaċ na Hamoritigh do bí ionta.

33. * Agus do filleadar, agus do ċuadar suas a sliġe Bhasan, agus do ċuaiḋ Og Rí Basan amaċ na naġaiḋ, é féin agus a muintir uile ċum caṫa ann Edrei.

* Deut. 3. 1. & 29. 7.

34. Agus a dubhairt an tiġearna re Maóise, ná bioḋ eagla ort roime: óir do seaċaiḋ misi ad láim é, agus a ḋaoine uile, agus a ḋúṫaiġ; * agus do ḋéna tú ris mar do rinne tú re Sihon Ríġ na Namoriteach, noċ do ċomhnaiġ an Hesbon.

* Psal. 135. 11.

35. Mar sin do buaileadar é féin, agus a mic agus a ḋaoine uile, nó go nar fágbaḋ aondaoine beó aige: agus do sealbhaiġeadar a ḋúṫaiġ.

CAIB.

## Caib. 22.

AGus do ġluaiseadar clann Israel ar a naġaiḋ, agus do ċuireadar fúta a ṗéitġe Mhoab don taoibh si do Iordan láim ré Iericho.

2. Agus do ċonnairc Balac mhac Sippor a ndearnadar clann Israel ris na hAmoritibh.

3. Agus do bí Moab lán deagla na ndaoine, do ċionn go rabadar lionmhur, agus do bí Moab buaiḋearta do ḃríġ ċloinne Israel.

4. Agus a dubhairt Moab re sinsioraiḃ Mhidian, a nois liġfiḋ an ṁuinntir-se suas a bḟuil ar ttimċioll uile, mar liġeas an daṁ féur na páirce: agus dob é Balac mhac Sippor buḋ Ríġ ar na Moabiteach an tansin.

* Jos. 24. 9. 5. Do* ċuir sé teaċta uaḋ uime sin cum Bálaam mac Beor go Pethor, noċ atá láim ré habhuinn dúthaiġ ċloinne a ṁuinntire, dá ġairm, ag ráḋ, féuch, táinic pobal amaċ as a Négipt: féuċ, do folċadar aġaiḋ na talman, agus atáid na ccomhnuiġe as mo ċoinne si.

6. Tárr a nois ar a nadbharsin, iarruim ort, mallaiġ na daoine si daṁ, óir atáid ro neartmhar agam: dob éidir go mbéurainn buaiḋ le ccloiḋfemis iad, agus le ndíbeórainn as an ttír iad: óir atá a fios agum giḋ bé beinneochus tusa, go bḟuil beannaiġe, agus giḋ bé mailleochus tú go bḟuil mallaiġe.

7. Agus do imthigheadar sinsir Mhoab agus sinsir Mhidian maille re tioġlaicṫib na draoiḋeachta ann a láim: agus tangadar go Bálaam, agus do labhradar briathra Bhálac ris.

8. Agus a dubhairt seision riú, fanaiḋ annso a nois, agus do béara misi focal ċugaibh mar a deir an Tiġearna riom; agus do fanadar prionnsaiḋe Mhoab a bfochair Bhálaam.

9. Agus táinic Dia cum Bálaam, agus a dubhairt, cred iad na daoine si ad ḟochair.

10. Agus a dubhairt Bálaam ré Dia, Bálac mac Sippor Ríġ Mhoab do ċuir fios ċugam (dá ráḋ.)

11. Féuċ táinic pobal amaċ as a Négipt, noċ folċus aġaiḋ na talman: tárr anois mallaiġ dam iad, dob éidir go mbéinn cumusaċ cum a ccloiḋhte, agus go ccuirfinn as an ttír iad.

12. Agus a dubhairt Dia ré Bálaam, ni raċa tusa leó, ni mailleoċa tú an pobal: óir atáid beannaiġe.

13. Agus do éiriġ Bálaam suas ar maidin, agus a dubhairt ré prionnsaiḃ Bhálac, éiriġiḋ da bur ndúthaiḋ féin, óir do diult an Tiġearna cead do thabhairt damsa dul libh.

14. Agus do éirġeadar prionnsaiġe Mhoab suas, agus do ċuadar cum Bálac, agus a dubhradar, do dhiult Bálaam teaċt linn.

15. Agus do ċuir Bálac a ris níos mó do prionnsaiḃ agus níos onóraiġh ná iadsan.

16. Agus tangadar go Bálaam, agus a dubhradar ris, mar so a deir Bálac mac Sippor: ná toirmisgeadh éinni thú, iarruim dattċuinge ort, fá teaċt ċugam:

17. Óir cuirfe mé suas thú a nonóir romhóir, agus do déana mé gaċ éinni déarus tú riom: tárr ar a nadbharsin, guidhim thú, mallaiġ dhamh na daoine si.

18. Agus do freaġair Bálaam, agus a dubhairt re seirbhóntaiḃ Bhálac, da ttugaḋ * Bálac dam lán a tiġe dairgeid agus óir, ni fédaimsi dul thar focal an Tiġearna mo Dhia, do dhéanamh níos luga nó níos mó. * Caib. 24. 13.

19. A nois uime sin, guiḋim sibh, fanaiḋ a nos annso, ċor go mbia a fios agam cred eile a déaras an Tiġearna riom.

20. Agus táinic Dia go Bálaam sa noiḋċe, agus a dubhairt ris, má tigid na daoine dod ġairm éiriġiḋ suas agus imtiġ leó: giodheadh an focal a déara misi riut

misi

misi riot, go mad é sin déanas tú.

21. Agus do éirigh Bálaam ar maidin, agus do chuir diallait ar a assal, agus do chuaidh lé prionnsaibh Mhoab.

22. Agus do las ferg Dé do chionn gur imthigh sé, agus do sheas aingel an tighearna anns a tslighe mar easgcaraid na aghaidh: anois do bhi seision ag marcaigheacht ar a assal, agus do bhádar a dhá sherbhíseach mar aon ris.

* 2 Pheadair, 2.16. Júd. 11.

23. Agus do chonnairc an * tassal aingel an tighearna na sheasamh ar a tslighe, agus a chloidheamh nochtaighe iona láimh: agus do iompóigh an tassal as a tslighe amach, agus do chuaidh ar fedh an machaire, agus do buail Bálaam an tassal dá filledh anns a tslighe.

24. Ach do sheas aingel an tighearna a slighe na bhfíneamhan, balla don taoibh-si agus balla don oile.

25. Agus a nuáir do chonnairc an tassal aingel an tighearna, do thiomáin sí i féin a nagaidh an balla: agus do bhrúigh cos Bhálaam ris an mballa, agus do buail sé a ris í.

26. Agus do chuaidh aingel an tighearna ni is faide, agus do sheas a náit chumhaing mar nach raibh conbhall seachanta ar a láimh dheis nó ar a láimh chlí.

27. Agus a nuáir do chonnairc an tassal aingel an tighearna, do thuit sí sios faoi Bhálaam, agus do las ferg Bhálaam, agus do buail sé an tassal le bata.

28. Agus dfosgail an tighearna béul a nassail, agus a dubhairt sí re Bálaam, cred do rinne misi riot as ar buail tú mé a nois trí huáire?

29. Agus a dubhairt Bálaam ris a nassal, do chionn go ndearna tú magadh orum; do bferr liom go mbeith cloidheamh am láim, óir do mharbhfainn a nois tú.

30. Agus a dubhairt an tassal re Bálaam, nach misi hassal ar a ndeárna tú marcaigheacht ó fuáir tú riamh mé gus a niugh? nar ghnáthaigh mé so do dhéanamh riot? agus a dubhairt seision, níor (ghnáthaigh.)

31. Ann sin dfosgail an tighearna súile Bhálaam, agus do chonnairc Bálaam aingel an tighearna na sheasamh san tslighe, agus a chloidheamh tarruingthe iona láim: agus do chrom sé sios a cheann, agus do thuit sinte ar a aghaidh.

32. Agus a dubhairt aingel an tighearna ris, cred fár buáil tú hassal na trí huáire so? féuch do chuaidh misi amach dod thoirmiosc, do chionn go bhfuil do shlighe go crosánta am lathair.

33. Agus do chonnairc an tassal mé, agus do fill uáim na trí huáire so: agus muna bfilledh sí uáim, go dearbhtha anois mar an ccéadna do mharbhfainn tusa, agus do choimhéadfainn isi beó.

34. Agus a dubhairt Bálaam re haingel an tighearna, do pheacaidh mé: óir ni raibh a fios agam gur sheas tusa anns a tslighe am aghaidh: uime sin anois muna budh toil leat é, fillfe misi ar mais a ris.

35. Agus a dubhairt aingel an tighearna re Bálaam, imthigh leis na daoinibh: acht amháin an focal a déarus misi riot, sé sin a déaras tú: mar sin do imthigh Bálaam le prionnsaidhibh Bhálac.

36. Agus a nuáir do chualaidh Bálac go ttáinig Bálaam, do chuaidh sé amach na choinne go cathair Mhoab, noch atá a tteórainn Arnon, noch atá anns a nimiol as faide amach.

37. Agus a dubhairt Bálac re Bálaam, nach ar chuir misi fios go dithchiollach chugadsa dod ghairm? cred fa nach ttáinic tú chugam? nach dearbhtha go ttig dhiomsa do chur súas a nonóir?

38. Agus a dubhairt Bálaam re Bálac, féuch, táinic mé chugad: an bhfuil cumhasa ar bith a nois agam éinni do rádh? an focal chuirfios Dia am béul sé sin laibheórus mé.

39. Agus do chuaidh Bálaam re Bálac, agus tangadar go Ciriath-hussoth.

40. Agus do offráil Bálac daimh agus caoirigh, agus do chuir go Bálaam agus chum na bprionnsadha do bhí na fochair.

41. Agus

41. Agus tárla ar na márach gur ghlac Bálac Bálaam, agus go rug suas é go háitib árda Baal, ionnus go bfaicfeadh sé as sin leitimiol an pobail.

---

## CAIB. 23.

AGus a dubhairt Bálaam re Bálac, tóg dam annso seacht naltóra, agus gleus dam annso seacht ndaim agus seacht reithe.

2. Agus do rinne Bálac mar a dubhairt Bálaam, agus do offráil Bálac agus Bálaam ar gach aon altóir bulóg agus reithe.

3. Agus a dubhairt Bálaam re Bálac, seas ag hoffráil loiscthe, agus imeocha misi: dob éidir go ttiucfadh an tighearna do theagmháil riom, agus gidh bé ar bith taisbeanfas sé damh, inneósad dhuitsi; agus do chuáidh sé chum áite áirde.

4. Agus tárla Dia re Bálaam, agus a dubhairt ris, do ghleus mé seacht naltóra, agus do offráil mé bulóg agus reithe ar gach naltóir.

5. Agus do chuir an tighearna focal a mbéul Bhálaam, agus a dubhairt, fill ar Bhálac, agus is mar so laibheórus tú.

6. Agus do fill sé air, agus féuch, do bhí sé na sheasamh ag a noffráil loiscthe, é féin agus prionnsadhe Mhoab uile.

7. Agus do thóg seision suas a chosamhlacht, agus a dubhairt, tug Bálac Righ Mhoab misi ó Aram as sléibhtib a noirthir, dá rádh, tárr, malluigh damhsa Iácob, agus tárr, tabhair mo slán fa Israel.

8. Cionnus mailleochus misi an té nar mhalluigh Dia? agus cionnus do bheur mo slán fán té nach ttug Dia a slán fói?

9. Oir ó mhullaighe na gcarraigeach do chím é, agus ó na cnocaibh amhaircim é: féuch, áiteochaidh an pobal leó féin, agus ní háireomhthar iad a measc na ccineadhach.

10. Cia fhéadas luáithreadh Iácob dháireamh, agus uimhir an cheathramhadh cuid do Israel? faghaimsi bás na bfiréun, agus bíodh mo chríoch deireadh cosmhuil ris.

11. Agus a dubhairt Bálac re Bálaam, cíod so do rinne tú orum? do ghlac me tú do mallughadh mo námhad, agus féuch do bheannuigh tú iad go huile.

12. Agus do fhreagair seision, agus a dubhairt, nach ccaithfe mé aire thabhairt an ní sin do rádh do chuir an tighearna am béul?

13. Agus a dubhairt Bálac ris, guidhim tú, tárr uáit liomsa a náit eile as ar féidir dhuit a bfaicsin: ní faicfe tú acht an chuid amuigh dhiob, agus ní faicfe tú uile iad; agus malluigh damhsa iad as sin.

14. Agus rug sé leis é go machaire Zóphim go mullach Pisgah, agus do thóg seacht naltóra, agus do offráil bulóg agus reithe ar gach altóir dhiob.

15. Agus a dubhairt sé re Bálac, seas annso ag hoffráil loiscthe, go ttegeomha misi ris an ttighearna ann súd.

16. Agus tárrla an tighearna re Bálaam, agus do * chuir focal na bhéul, agus a dubhairt, éirigh a ris go Bálac, agus abair ris mar so. * Caib. 22. 35.

17. Agus a nuáir tháinic sé chuige, féuch do bhí sé na sheasamh agá offráil loiscthe, agus prionnsadhe Mhoab maille ris: agus a dubhairt Bálac ris, créd do labhair an tighearna?

18. Agus do thóg seision suas a chosamhlacht agus a dubhairt, éirigh suas a Bhálac agus éist, tabhair haire damhsa a mhic Zippor.

19. Ní duine Dia as a ndéanadh bréag, ní mó is mac duine é as a ndéanadh sé aithreachus: a ndubhairt sé éinni, agus nach béra chum críche é?

20. Féuch, do ghlac misi aithne beannughadh; agus do bheannuigh seision, agus ní fhédaimsi a filleadh.

21. Ni ḟacaidh sé éigceart an Iácob, agus ni ḟacaidh olc a Nisrael: atá an tigearna a Dhia maille ris, agus atá siansa Riġ ġcorra.

*Caib. 24. 8. 22. Thug * Dia amaċ as a Néigipt iad; atá aige amail neart Unicorn.

23. Go deimin ni bfuil draoiġeaċt ar biṫ a naġaidh Iácob, ni mó atáid piseóga ar biṫ a naġaidh Israel; do réir na haimsire si a dearṫar re Iácob agus re hIsrael gaċ ni dar oibrigh Dia.

24. Féuċ, éireoċaidh an pobal súas mar leoman mór, agus tóigfidh é féin súas mar leoman óg: ni luiġfidh sé síos nó go niṫidh don ċreiċ, agus nó go nibhidh sé fuil na marb.

25. Agus a dubhairt Bálac re Bálaam, ná mallaiġ iad ar ċor, agus ná beannaiġ iad ar ċor.

26. As do ḟreagair Bálaam agus a dubhairt re Bálac, naċ ar innis misi ḋuit, dá rádh: a nduil ni a deara an tigearna rium, sé sin ċaitfios mé a ḋéanaṁ?

27. Agus a dubhairt Bálac re Bálaam, tárr guidhim tú, beara mé liom tú go háit oile: do bféidir go madh toil lé Dia go mailleoċtá dam iad as sin.

28. Agus rug Bálac Bálaam go mullaċ Peor, noċ féuċus leaṫ re lesimon.

29. Agus a dubhairt Bálaam re Bálac, déana dam anso seaċt naltóra, agus gléus dam anso seaċt mbulóga agus seaċt reiṫe.

30. Agus do rinne Bálac mar a dubhairt Bálaam, agus do ofráil sé bulóg agus reiṫe ar gaċ naltóir.

## CAIB. 24.

*Caib. 23. 3. 15. AGus a nuáir do ċonnairc Bálaam gur toil leis an tTigearna Israel do beannuġadh, nior imṫiġ sé mar na * huairib oile diarraidh draoiġeaċta, aċt do ċuir sé a aġaidh ar an bfásaċ.

2. Agus do tóg Bálaam a súile súas, agus do ċonnairc Israel na ccomnuiġe iona lóistinib do réir a ttreaba, agus táinic spiorad Dé air:

3. * Agus do tóg súas a ċosamlaċt, agus a dubhairt, Bálaam mac Beor *Caib. 23. 7. 18. a dubhairt, agus an té agá bfuilid a súile fosgailte a dubhairt.

4. A dubhairt an té do ċúaluidh briaṫra Dé, noċ do ċonnairc fís a nuile-ċumaċtaiġ, ar ttuitim (a súan) as a súile fosgailte.

5. Créd é a ḟeabus atáid do lóistine, a Iácob, agus do tabearnacuil a Israel?

6. Atáid sínte amaċ mar na gleantaib; mar ġáirdinib láimh ris a nabhainn, mar ċrannaib do ċoill Aloes, noch do plannduiġ an tigearna, agus mar ċrannaib Cedair láimh ris na huisgeadhaibh.

7. Dóirtfidh sé an tuisge amaċ as a ḃuicéadaib, agus biaidh a síol a mórán uisgeadh, agus budh háirde a Riġ ná Agag, agus áirdeoċtar a rioġaċt.

8. Thug Dia amaċ as a Néigipt é, atá * aige amail neart Unicorn; iosfaidh *Caib. 23. 22. sé súas na ciniḋeaċa a naimde, agus brisfidh sé a ccnáma, agus tollfaidh sé iad tríoṫa le na saiġdib.

9. Do * ċrap sé, do luidh sé síos *Gein. 49. 9. mar leoman mór: cia ċorróċus súas é? is beannuiġe an té beannóċus tusa, agus is malluiġe an té mailleoċus tú.

10. Agus do las fearg Bhálac a naġaidh Bhálaam, agus do buáil a basa ar a ċéile, agus a dubhairt Bálac re Bálaam, do ġoir mé tú do mallugadh mo naimde, agus féuċ do beannuiġ tú iad na tri huairesi;

11. Ar nadbharsin a nois teiṫ dod ionad féin; do measas mé do tógbáil ċum onóra móire, aċ féuch do ċoimeud an tigearna ó onóir tú.

12. Agus a dubhairt Bálaam re Bálac, naċ ar labair misi reo teaċtaib mar an ccéadna, noċ do ċuir tú ċugam, gá rádh,

13. Da ttugadh Bálac damsa a

tiġ

ing lán airgid agus óir, ní fédaim
dul tar aithne an tighearna, do dhénamh
maithesa nó uilc as mintinn féin: gidh
bé ní dérus an tighearna, sé sin laibheo-
ras mise?

14. Agus féuch a nois atáim ag
dul chum mo dhaóine féin: ar a nadhbhar-
sin tárr agus foillseochad mé dhuit,
cred do dhénaidh na daóine si red dhaói-
nibh si annsna laethibh deigheanacha.

15. Agus do thóg sé suas a cho-
samhlas, agus a dubhairt, Bálaam mac
Beor a dubhairt, agus an té gá bhfuil
a shúile foscailte a dubhairt.

16. A dubhairt an té do chualaidh bria-
thra Dé, agus do thuig eólus an té is
ró-áirde, do chonnairc fis a nuilechumhach-
taigh, ag tuitim [a néull] as a shúile
foscailte.

17. Do chífe mé é, acht ni anois; a-
mhairceóchad mé é, acht ní a bhfogus: tiuc-
faidh réult amach as Iácob, agus éireo-
chaidh Slat Ríoga as Israel, 7 buailfidh
tré Phrionnsaibh Mhoab, agus scrios-
faidh sé clann Sh.t.

18. Agus selbhocthar Edom, agus
biaidh Seir fós na sealbh agá naimhdibh,
agus do dhéna Israel go cróda.

19. Amach as Iácob tiucfas an té
gá mbia tighearnus, agus cloidhfeas an
té mhaires don chathraigh.

20. Agus a nuáir do féuch sé ar
Amalec, do thóg sé suas a chosamhlas
agus a dubhairt, do bé Amalec príomh-
thús na ccineadhach, ach budh i a chríoch
deighionach go mbia scriosta go brách.

21. Agus do féuch sé ar na Ce-
nítibh, agus do thóg suas a chosamh-
las agus a dubhairt, is láidir háit
chomhnuighe, agus cuiridh tú do nead a
ccarraig.

22. Gidhedh bánfuighear an Cenitech,
nó go mbeiridh Assur leis a láimh tú.

23. Agus do thóg a chosamhlas a-
gus a dubhairt, uch, cia bias beó a nu-
áir do dhéna Dia so?

24. Agus tiucfaidh longa ó imiol
Chittim, agus cráidhfid Assur agus
cráidhfid Eber, agus imeochad seision
fós scrios go brách.

25. Agus do éirigh Bálaam suas,
agus do imthigh, agus do fill dá áit
féin, agus do imthigh Bálac mar an
gcéadna roimhe.

## CAIB. 25.

Agus do chomhnuigh Israel a
Sittim, agus * do thoisi-
gheadar an pobal striopa- * Caib.33.49.
chus do dhénamh lé hingionaibh
Mhoab.

2. Agus do ghoireadar an pobal
chum iodhbharta a ndéeibh, agus do ith-
eadar an pobal, agus do chlaonadar sios
dá ndéeibh.

3. Agus do iadh Israel é féin lé
Baal-Peor, agus do las fearg an ti-
ghearna a naghaidh Israel.

4. Agus a dubhairt an tighearna re
Mhaóise, * glac uile uachtaráin na ndaói- * Deut.4.3.
ne, agus croch suas iad a láthair an ti- Jos.22.17.
ghearna ar coinne na gréine, chor go
bhfillfidhear fearg fhíochmhar an tighearna
ó Israel.

5. Agus a dubhairt Maóise re
breitheamhnaibh Israel, marbhaidh gach aon
aguibh a mhuintir, noch do iadh lé Baal-
Peor.

6. Agus féuch, tug aon do chloinn
Israel chum a dhearbhráithrech bean do na
Midianchaibh a radharc Mhaóise, agus
a radharc chomhthionóil chloinne Israel,
noch do bhi gul ag dorus tabernacuil
an chomhthionóil.

7. Agus * a nuáir do chonnairc Phi- * Psal.106.
neas mac Eleásar mic Aáron an sa- 30. 1 Mac.
gart sin, do éirigh suas a measc an 2. 54.
chomhthionóil, agus do ghabh gath beag
iona láimh.

8. Agus do chuaidh a ndiaigh a nfir
do Israel don lóistín, agus do sáith
thríota araon an fear do Israel, agus
an bean tré na broinn: mar sin do cois-
gedh an pláigh ó chloinn Israel.

9. Agus * an méid fuáir bás don * 1 Cor.10.8.

plaiġ do buḋ ceiṫre míle fhichethiod
iad.
10. Agus a dubhairt an tiġearna re
Mhaóise, ġá ráḋ.
*Psal.106.30. 1 Mac. 2.54. 11. Do ḟill * Phineas mac Eleá-
sar mic Aaron an sagart mfearg ó
ċloinn Israel, an tan do bhí sé teasġrá-
daċ ar mo sonsa na measc; go nar
ṁarb mé clann Israel tré mo eud.
*Ecclus 45. 24. 1 Mac.2. 54. 12. Uime sin abair, * féuċ, do bei-
rim dó mo ċunnradh síoṫċána.
13. Agus do ġeba seision é, agus
a síol na ḋiaiġ, mar tá cunnradh sa-
gartasa siorruiḋe; do ċionn go raibh
teasġrádaċ do Dhia, agus go ndear-
na sioṫ ar son ċloinne Israel.
14. Anois ainm an Israelitigh do
marbaḋ, noċ do marbaḋ maille leis an
mnaoi Mhidiantigh, do buḋ é Simri mac
Salu, prionnsa priṁtiġe a measc na
Simeónach:
15. Agus bá hé ainm na mná Mhi-
diantighe do marbaḋ, Cosbi inghean
Sur, noċ bá ceann ós cionn pobail agus
tiġe móire a Midian.
16. Agus do labhair an tiġearna re
Mhaóise, ḋa ráḋ,
*Caib. 31.2. 17. *Buáiḋir na Midiantigh, agus
buáil iad.
18. Oir atáidsion dod buaiḋreaḋ-
sa le na ccealgaibh, lear meallaḋar sib
a gcúis Pheor, agus a gcúis Chosbi
inġean prionnsa do Mhidian a ndeirbhsi-
ur, noċ do marbaḋ a ló na pláiġe, ar
son Pheor.

---

## CAIB. 26.

Agus tárla a ndiáigh na
pláiġe, gur labhair an ti-
ġearna re Mhaóisi agus re
Heleásar mac Aaron an
sagart, gá ráḋ;
2. Glac suim ċoiṁṫionóil ċloinne Is-
rael uile, * ó ḟiċċid bliaḋan ḋóis, *Caib. 1.3.
agus ós a ċionn, ar feaḋ tiġe a naiṫ-
reaċ, gaċ a bhfuil eumusaċ ar dul san
ċogaḋ a Nisrael.
3. Agus do labhair Maóise agus
Eleásar an sagart riu a réiteach
Mhoab láim re Iordan a bfogus do
Iericho, gá ráḋ;
4. Airimiḋe ó ḟhiċċid bliaḋan ḋóis,
agus ós a chionn, mar do * aitin an *Caib. 1. 1.
tiġearna do Mhaóise, agus do ċloinn
Israel, noċ do ċuáiḋ amaċ as crich na
Hégipte.
5. * Reuben an mac is sine ag *Gein.46.8. Exod. 6.14. 1 Chroin.5.1.
Israel: clann Reuben, Hanoch (ó ttái-
nic) treabh na Hanochiteach: ó Phallu,
treabh na bPalluiteach:
6. O Hesron treabh na Hesroniteċ:
ó Charmi treabh na Ccarmiteach.
7. Is iad so treaba na Reubeni-
teach: agus an lion do háirmeaḋ ḋiobh
do buḋ ceaṫraċad, agus trí míle agus
seaċt gcéad agus trioċad.
8. Agus mic Phallu, Eliab.
9. Agus mic Eliab, Nemuel, agus
Dátan, agus Abiram: siad so an
Dátan agus an tAbiram, noċ do bhí
iomráiḋteaċ ansa ċoiṁṫionóilugaḋ, * noċ *Caib. 16.1.
do ċrionċám a naghaiḋ Mhaóise, agus
a naghaiḋ Aaron a ccuideaċta Chórah,
a nuáir do ċrionċánadar a naghaidh an
tiġearna.
10. Agus dfoscuil an talaṁ a
béul, agus do sluig síos iad maille
re Córah, a nuáir do éug an ċuideaċta
sin, san nam ar loisc an teinidh dá
ċéud agus caoġad fear: agus do rin-
neaḋ sompla ḋiobh.
11. Gidheadh níor éugadar clann
Chórah.
12. Mic Shimeon do réir a ttrea-
ba; ó Nemuel, treabh na Nemueliteach:
ó Iámin treabh na Iáminiteach: ó Iá-
chin treabh na Iáchiniteach.
13. O Shérah, treabh na Sérahiteċ:
ó Shaul treabh na Sauliteach.
14. Siad so treaba na Simeoniteċ:
fiċe agus dá míle agus dá ċéud.
15. Clann Ghad do réir a ttreaba;
ó Shéphon, treabh na Sephoniteach: ó
Haggi, treabh na Haggiteach: ó Shúni,
treabh na Suniteach.

16. O Osni treb na Nosniteach: ó Eri treb na Neriteach:
17. O Aród treb na Náróideach: ó Areli treb na Nareliteach.
18. Siadso treba cloinne Gad, do réir an háirmhēd díob, ceathrachad míle, agus cūig céud.
* Gein.38.2. & 46.12. 19. * Mic Iúdah dob iad Er, agus Onan: agus fuáir Er, agus Onan bás a ttír Chánáain.
20. Agus do budh iad mic Iúdah do réir a ttreba: ó Shélah treb na Selaniteach: ó Pháres treb na Phaґesiteach: ó Sherah treb na Serahiteach.
21. Agus mic Phares do bádar: ó Hesron treb na Nesroniteach: ó Hámul treb na Namuliteach.
22. Siadso treba Iúdah do réir an háirmhēd díob, trí fichid agus sé míle déug agus cūig cēd.
23. Do macaibh Issachar do réir a ttreba; ó Thóla, treb na Ttoláiteach: ó Phua, treb na Bpuaiteach:
24. O Iásub, treb na Iasubiteach: ó Shimron, treb na Simroniteach:
25. Siadso trebha Issachar do réir an háirmhēd díob, trí fichid agus ceithre míle, agus trí cēd.
26. Do macaibh Sebulun, do réir a ttreba: ó Shéred, treb na Sheriteach: ó Elon, treb na Nelóniteach: ó Iahleel treb na Iahleeleach.
27. Siadso treba Shebulun do réir an háirmheadh díob, trí fichid míle agus cūig céud.
28. Mic Ioseph do réir a ttreba dob iad, Manasseh agus Ephraim.
Ios.17.1. 29. Do macaibh Manasseh: * ó Mháchir, treb na Machiriteach; agus rugadh Gilead do Mháchir: ó Ghilead táinic treb na Ngileaditeach.
30. Siadso mic Ghilead: ó Ieeser, treb na Ieeseriteach: ó Helec, treb na Heleciteach.
31. Agus ó Asriel, treabh na Nasrieliteach: agus ó Shechem, treb na Sechemiteach.
32. Agus ó Shemida treb na Semiditeach: ⁊ ó Hépher, treb na Hepheriteach.

33. Agus * Selophehad mac Hepher, ni raibh clann mac aige, acht ingena: agus dob iad so anmanna ingen Selophehad: Mahlah, agus Noah, Hoglah, Milcah, agus Tirsah. * Caib. 27.1.
34. Siadso treba Mhanasseh, agus an méid do háirmhēd díob, caogad agus dá míle agus seacht gcéad.
35. Siadso mic Ephraim do réir a ttreba: ó Shutelah, treb na Sutaliteach: ó Bhecher, treb na Becheriteach: ó Tháhan, treb na Ttahaniteach.
36. Agus is iadso mic Shutelah: ó Eran treb na Neraniteach.
37. Siadso treba mac Ephraim do réir an háirmheadh dhíob, tríochad agus dá míle agus cūig cēd. Siadso mic Ioseph do réir a ttreba.
38. Mic Bheniamin do réir a ttreba: ó Bhéla, treb na Mbélateach: ó Asbel, treb na Nasbélach: ó Ahiram, treb na Nahiramach.
39. O Shúpham, treb na Suphamiteach: ó Hupham treb na Huphamiteach.
40. Agus dob iad so mic Bhéla, Ard, agus Náaman: ó Ard, treb na Narditeach: agus ó Náaman, trebh na Namaniteach.
41. Siadso mic Bheniamin do réir a ttreba: agus an méid do háirmhēd dhíob do bádar ceathrachad agus cūig míle, agus sé céud.
42. Siadso mic Dan do réir a ttreba: ó Shuham, treb na Suhamiteach: siadso treba Dan do réir a ttreba.
43. Treba na Suhamiteach uile do réir an háirmheadh dhíob do bádar trí fichid, ceithre míle agus ceithre cēd.
44. Do chloinn Aser do réir a ttreba: ó Iimna, treb na Iimnach: ó Iesui, treb na Nhesuiteach: ó Bhéria treb na Mberiteach.
45. Do macaibh Béria; ó Heber, treb na Heberiteach: ó Malchiel, treb na Malchieliteach.
46. Agus Sarah dob ainm d'ingin Aser.

47. Siadso treabha mac Aser do réir an háirmheadh dhíobh, noch bá caogad agus trí míle agus ceithre céad.

48. Do macaibh Naphtali do réir a ttreabha: ó Iasael, treabh na Niasaeliteach: ó Ghuni, treabh na Nguniteach.

49. O Ieser, treabh na Ieseriteach: ó Shillem, treabh na Sillemiteach.

50. Siadso treabha Naphtali do réir a ttreabha: agus an méid do háirmheadh dhíobh do budh dá fichiod, agus cúig míle agus ceithre céad.

51. Siadso an méid do háirmheadh do chloinn Israel, sé céad míle agus míle, seacht gcéad agus triochad.

52. Agus do labhair an tighearna re Maoise, dá rádh;

53. Dhóibhso roinnfighear an fearann mar oighreacht do réir a náireamh anmann.

* Caib. 33. 54. 54. * Do mhórán do bhéara tú ní is mó d'oighreacht, agus do bheagán ní is lugha d'oighreacht: do gach aon bearthar oighreacht do réir an háirmheadh dhíobh.

55. Gidheadh roinnfighear an fearann le * crannchar: do réir anmann treabha a naithreadh do ghebhaid oighreacht.

* Caib. 23. 54. Jos. 11. 23. & 14. 2.

56. Do réir an chrannchair roinnfighear a sealbh idir mhórán agus bheagán.

57. * Agus siadso do háirmheadh do na Lebhitibh do réir a ttreabha: ó Ghersón, treabh na Ngersoniteach: ó Chohat, treabh na Ccohatiteach: ó Mherari, treabh na Merariteach.

* Exod. 6. 16, &c.

58. Siadso treabha na Lebhiteach, treabh na Libniteach, treabh na Nebroniteach, treabh na Mahliteach, treabh na Muisiteach, treabh na Gcohatiteach: agus do ghein Cohat Amram.

59. Agus do budh ainm mná Amraim, * Iochebed inghean Lebhi, noch rugadh do Lebhi san Negipt: agus rug sí do Amram, Aaron agus Maoise, agus Miriam a ndeirbhshiur.

* Exod. 2. 2. & 6. 20.

60. Agus rugadh do Aaron Nádab agus Abihu, Eleásar agus Itamar.

61. Agus do éag * Nádab agus Abihu, a nuair do ofráladar teinidh choimhthigheach a láthair an tighearna.

* Lebhit. 10. 2. Caib. 3. 4. 1 Chroin. 24. 2.

62. Agus an lucht do háirmheadh dhíobh, do bhadar fiche agus trí míle, a nuile fhirionnach ó mhí suas, agus ós a chionn: óir níor háirmheadh iad a measc chloinne Israel, do bhrígh nár tugadh oighreacht ar bith a measc chloinne Israel dóibh.

63. Siadso do háirmheadh le Maoise agus le Eleásar an sagart, noch do chomhairmhigh clann Israel a réidhibh Mhóab ag Iordan a bhfogus do Ierico.

64. Ach na measc so ní raibh duine dhíobh dár chomhairmhigh Maoise agus Aaron an sagart a bhfásach Sinai a nuair do háirmheadh clann Israel.

65. Oir do labhair an tighearna orra, * do gheabhaid go deimhin bás annsa bhfásach: agus níor fágbhadh duine dhíobh ach Cáleb mac Iephunneh agus Iosua mac Nun.

* Caib. 14. 28. 1 Cor. 10. 5, 6.

## CAIB. 27.

Annsin tangadar inghena * Selophehad mic Hepher, mic Gilead, mic Machir, mic Manasseh, do shliocht Mhanasseh mic Ioseph: agus is iad so anmanna a inghean; Mahlah, Noah, agus Hoglah, agus Milcah, agus Tirsah.

* Caib. 26. 33. Jos. 17. 3.

2. Agus do sheasadar a láthair Mhaoise, agus a láthair Eleásar an sagart, agus a láthair na bprionnsadha agus an chomhthionóil uile, ag doras tabernacuil an chomhthionóil, gá rádh.

3. * Déug ar nathair annsa bhfásach, agus ní raibh sé annsa chuideachtain do chruinnigh iad féin a gcionn a chéile a naghaidh an tighearna a ccuideachta Chórah: ach déug sé iona pheacadh féin, agus ní raibh mic ar bith aige.

* Caib. 14. 35. & 26. 64, 65.

4. Cred fa mhúchfuidhe ainm ar nathar ó bheith a measc a mhuintire ar son nach bhfuil snmac aige? Tabhair dúinne (ar a nadbharsin) sealbh a measc dearbhráithreach ar nathar.

5. Agus

5. Agus tug Maoise a ccúis a láthair an tighearna.

6. Agus do labhair an tighearna re Maoise, gá rádh;

7. Do labhradar ingheana Shelophehad go ceart: do bhéura tú dóibh go deimhin seilbh oighreachta a measc dearbhbráithreach a nathar; agus do bhéara tú fá dhéara oighreacht a nathar do theacht chuca.

8. Agus laibheoura tú re cloinn Israel, gá rádh, má gheibh duine bás, agus nach bia mac aige, ansin do bhéarthaoi fá dhéara a oighreacht do theacht chum a inghine.

9. Agus muna raibh inghean aige, ansin do bhéarthaoi a oighreacht dá dhearbhráithribh.

10. Agus muna raibh dearbhráithre aige, ansin do bhéarthaoi a oighreacht do dhearbhráithribh a athar.

11. Agus muna rabhaid dearbhráithre agá athair, do bhéarthaoi a oighreacht dá chomhgol as foigse dó dá threibh, agus sealbhochaidh sé é: agus biaidh sé na reacht breitheamhnuis ag cloinn Israel, mar do aithin an tighearna do Mhaoise.

12. Agus a dubhairt an tighearna re Maoise, * éirigh suas air a tsliabhsa Abarim, agus féuch an fearann tug misi do chloinn Israel.

* Deut. 32. 49.

13. Agus a nuáir do chífe tú é, cruinneochthar tú mar an gceadna chum do mhuintire féin, mar do cruinnigheadh * Aaron do dhearbhráthair.

* Caib.20.24.

14. Oir do rinneabhair * catharughadh a naghaidh maitheasa (a ndíothram Sin, a nimreasan an chomhthionóil) dom naomhadh ag a nuisge as coinne a súl: sé sin * uisge Mheribah a Ccáades a bhfásach Sin.

* Caib.20.24.

* Exod. 17.7.

15. Agus do labhair Maoise ris an ttighearna dá rádh;

16. Cuireadh an tighearna Dia spiorad a nuile féola, duine ós cionn an chomhthionóil,

17. Noch fhéadas dul amach rompa, agus fhéadus dul a steach rompa, agus noch threórochus amach iad, agus noch do bhéara a steach iad, go nach biaidh comhthionól an tighearna mar chaóra ag nach bia aoidhaire.

18. Agus a dubhairt an tighearna re Maoise, glac chugad Iosua mac Nun, duine iona bhfuil an spiorad, agus cuir do lámh air.

19. Agus cuir a láthair Eleásar an sagart é, agus a láthair an chomhthionóil uile; agus tabhair cúram dó dá láthair.

20. Agus cuirfe tú cuid dod onóir air, ionnus go mbia comhthionól chloinne Israel uile umal.

21. Agus seasfa sé a láthair Eleásar an sagart, noch iarrfus comhairle dó * do réir breitheamhnus Urim a láthair an tighearna; do réir a fhocailsion rachfuid siad amach, agus do réir a fhocailsion tiocfaid siad a steach, eision fós agus clann Israel uile maille ris, eadhon an comhthionól uile.

* Exod. 28. 30.

22. Agus do rinne Maoise mar do aithin an tighearna dhe, agus do ghlac sé Iosua, agus do chuir as coinne Eleásar an sagart é, a láthair an chomhthionóigh uile.

23. Agus do chuir sé a lámh air, agus tug cúram dó mar do aithin an tighearna lé láimh Mhaoise.

---

## CAIB. 28.



Agus do labhair an tighearna re Maoise, dá rádh;

2. Aithin do chloinn Israel agus abair riú, coimhéadfaidh mo ofráil, agus mo arán chum iodhbarta dhéanta lé teinidh, mar dheaghbholadh damhsa, dá ofráil dam na am iomchubhaidh féin.

3. Agus abair riú, * si so a nofráil dhéanta le teinidh noch iodhbarthaoi don tighearna, dá uan don chéidbliadhain gan cháidhe, gach lá mar ofráil loiscthe go gnáthach.

* Exod. 29. 38.

4. Uan díobh ofráilfe tú air maidin, agus an tuan oile tráthnóna.

5. Agus an deachmhadh cuid do Ephah do phlúr mar ofráil * bídh cumaiscthe leis

* Lebhit.2.1.

leis an gceaṫramaḋ cuid do hin dola bruiġte.

6. Is offráil loiscṫe síoruiḋe í, noċ do hórduiġeaḋ a sliab Sinai mar ḋeaġbolaḋ íoḋbarṫa ḋenta lé teiniḋ don tiġerna.

7. Agus buḋ hé offráil diġe ḋó sin an ceaṫramaḋ cuid do hin ar son ḟnuáin; ann sa náit naomṫa do ḃéara tú fá ḋeara an fion láidir do ḋórtaḋ don tiġerna mar offráil diġe.

8. Agus an tuan oile do ḋéna tú íoḋbairt tráṫnóna: amail offráil biḋ na maidne, agus amail a offráil diġe sin, offráilfe tú é, íoḋbairt ḋenta le teiniḋ do bolaḋ cumra don tiġerna.

9. Agus a lá na Sábóide dá uan don ċéidbliaḋain gan ċáiḋe, agus dá ḋeaċmaḋ cuid do ṗlúr mar offráil biḋh cumaiscṫe le hola, agus a offráil diġe sin.

10. Si so offráil loiscṫe gach Sábóide, tar ḃárr do noffráil loiscṫe ġnáṫaiġ, agus a hoffráil diġe.

11. Agus a ttosaċ bur mios offráilfiḋe offráil loiscṫe don tiġerna, dá bulóig óga agus ḟinnreiṫe, seaċt nuáin don ċéidbliaḋain gan ċáiḋe,

12. Agus trí ḋeaċmaḋ cuid do ṗlúr mar offráil biḋ cumaiscṫe le hola, don ḃulóig amáin, agus dá ḋeaċmaḋ cuid do ṗlúr mar offráil biḋ cumaiscṫe le hola don ḟinnreiṫe amáin.

13. Agus an deaċmaḋ cuid do ṗlúr cumaiscṫe le hola mar offráil ḃiḋ lé gaċ ḟnuan mar offráil loiscṫe do ḋeaġbolaḋ íoḋbarṫa ḋenta lé teiniḋ don tiġerna.

14. Agus buḋ í a noffráil dighe leaṫ hin fíona lé gaċ bulóig, agus an treas cuid do hin le reiṫe, agus an ceaṫramaḋ cuid do hin le huan: si so a noffráil loiscṫe ann gaċ éinmí ar feaḋ mios na bliaḋna.

15. Agus ḟinnseaġán do na gabraiḃ mar offráil peacaiḋ do ḋéntar díoḋbairt don tiġerna, tar ḃárr do noffráil ġnáṫaiġ loiscṫe agus a offráil diġe.

*Exod. 12. 18. Leuit. 23. 5. 16. * Agus an ceaṫramaḋ la deag don ċéidmí atá Cáisg an tiġerna.

17. Agus an cúiġeaḋ lá deag don mís atá an féasta; seaċt lá biaḋ an tarán gan laibin dá iṫe.

18. Ann sa * ċéd ló (biaiḋ) coṁ- *Leuit. 23. 7.
ġairm naomṫa, ni ḋéntaoi gné ar biṫ oibre sclábuiḋ (ann.)

19. Acht offráilfiḋ íoḋbairt ḋenta lé teiniḋ mar offráil loiscṫe don tiġerna, dá bulóig óga, ḟinnreiṫe, agus seaċt nuáin don ċéidbliaḋain: caitfiḋe a mbeiṫ agaiḃ gan ċáiḋe.

20. Agus biaiḋ a noffráil biḋ do ṗlúr cumaiscṫe le hola, trí ḋeaċmaḋh cuid offráilfiḋ lé gaċ bulóig agus dá ḋeaċmaḋ cuid lé reiṫe.

21. Deaċmaḋ cuid ar leiṫ offráilfios tú lé gaċ ḟnuan ar feaḋ na seaċt nuan.

22. Agus ḟinnseaġán amáin ar son offrála peacaiḋ do ḋénam síoṫchána ḋóiḃ.

23. Offráilfiḋ iadso tar ḃárr do noffráil loiscṫe ar maidin, noċ atá ar son offrála loiscṫe ġnáṫaiġ.

24. Ar an modhso offráilfiḋe go láeṫeaṁuil ar feaḋ na seaċt lá, biaḋ na hioḋburṫa ḋénta lé teiniḋ do boladh cumra don tiġerna: ioḋbórtar é tar ḃárr do noffráil loiscṫe ġnáṫaiġ, agus a offráil diġe.

25. Agus ann sa seaċtmaḋ lá biáidh coṁġairm naomṫa agaiḃ, ni ḋéntaoi obair sclábaċ ar biṫ.

26. Mar an gcéadna a ló na gcéd-torad a nuáir do ḃéartaoi offráil nuáidhbiḋ ċum an tiġerna, déis bur seaċtmuine do ḃeiṫ caiṫṫe, biaiḋ agaiḃ coṁġairm naomṫa: ni ḋéntaoi obair sclábaċ ar biṫ.

27. Acht offráilfiḋ an noffráil loiscṫe mar ḋeaġbolaḋ don tiġerna, dá bulóig óga, ḟinnreiṫe, seaċt lubáin don ċéid bliaġain.

28. Agus a noffráil biḋ do ṗlúr cumaiscṫe le hola, trí ḋeaċmaḋ cuid lé ḟnbulóig, dá ḋeaċmaḋ cuid don ḟinnreiṫe.

29. Deaċmaḋ cuid ar leiṫ lé gach ḟnuan ar feaḋ na seaċt nuan.

30. Agus ḟinnseaġán do na gabraiḃ do ḋénam síoṫa ḋóiḃ.

31. Offráilfiḋ iad tar ḃárr do

noffráil

nofrail loiscthe ghnáthaigh, agus a ofráil bhidh: béid iomlán agaibh gun a nofrála dighe.

CAIB. 29.

Agus ansa seachtmhadh mí, ar an ccéad lá don mhí biáidh comhghairm naomhtha agaibh; ní dhéantaoi obair shaothrach ar bith:
*Lebhit. 23. 24. * is lá na stoc do shéideadh dhíbh é.

2. Agus ofráilfidh ofráil loiscthe mar dheaghbholadh don tigherna, aonbhulóg óg, aonreithe agus seacht nuáin don chéidbhliadhain gan cháidhe:

3. Agus a nofráil bidh biáidh do phlúr cumaiscthe le hola, trí dechmhadh cuid lé gach aonbhulóig, agus dá dechmhadh cuid lé reithe.

4. Agus aondechmhadh cuid lé gach uan ar fad na seacht nuan.

5. Agus aoinmheannán do na gabhraibh ar son ofrála peacaidh do dhéanamh síodha dhíbh.

6. Taobh amuigh dofráil loiscthe na míos, agus a ofráil bhidh, agus a niodhbairt loiscthe laethemhail, agus a ofráil bhidh, agus a nofráil dighe, do réir a ngnáthaighe, mar dheaghbholadh, iodhbairt dhéanta lé teinidh don tigherna.

*Lebhit. 16. 29. & 23.27. 7. Agus * biáidh agaibh ar an dechmhadh lá don seachtmhadh mí comhghairm naomhtha, agus cráidhfe sibh bhur nanmanna: ní dhéantaoi obair ar bith ann.

8. Agus ofráilfidhe ofráil loiscthe don tigherna mar dheaghbholadh, aonbhulóg óg, aonreithe, agus seacht nuáin don chéidbhliadhain: agus béid dhaoibh gan cháidhe.

9. Agus biáidh a nofráil bidh do phlúr cumaiscthe le hola, trí dechmhadh cuid lé gach bulóig, agus dá dechmhadh cuid le haonreithe.

10. Dhá dechmhadh cuid ar leith lé gach uan ar fad na seacht nuan.

11. Aoinmheannán do na gabhraibh ar son ofrála peacaidh, taobh amuigh dofráil peacaidh na síodha, agus na hofrála loiscthe gnáthaighe, agus ofrála bidh agus a nofráil dighe.

12. Agus ar an ccúigeadh lá déug don tseachtmhadh mí biáidh agaibh comhghairm naomhtha: ní dhéantaoi obair shaothrach ar bith, agus coimhdeochtaoi féasta don tigherna seacht lá.

13. Agus ofráilfidh ofráil loiscthe, agus iodhbairt dhéanta lé teinidh do dheaghbholadh don tigherna trí bulóga déug óga, dá reithe, agus ceithre huáin déug don chéidbhliadhain: béid siad gan toibhéim.

14. Agus biáidh a nofráil bhidh do phlúr cumaiscthe le hola, trí dechmhadh cuid le gach aonbhulóig do na trí bulógaibh déug, dá dechmhadh cuid lé gach reithe don dá reithe.

15. Agus dechmhadh cuid ar leith lé gach uan do na ceithre huanaibh déug.

16. Agus aoinmheannán do na gabhraibh mar ofráil pheacaidh, taobh amuigh don nofráil ghnáthaigh loiscthe, agus dá hofráil bhidh, agus dá hofráil dighe.

17. Agus ar an dara lá ofráilfidh dá bulóig dhéag don chéidbhliadhain gan cháidhe.

18. Agus a nofráil bidh agus a nofráil dighe do na bulógaibh, do na huanaibh, agus do na reithibh biáidh do réir a nuimhre, do réir an gnátha.

19. Agus aoinmheannán do na gabhraibh mar ofráil peacaidh, taobh amuigh don nofráil loiscthe ghnáthaigh, agus dá hofráil bidh, agus dá hofráil dighe.

20. Agus ar an treas lá aonbhulóg dhéag, dá reithe, ceithre huáin dhéag don chéidbhliadhain gan cháidhe:

21. Agus a nofráil bidh agus a nofráil dighe do na bulógaibh do na reithibh agus do na huanaibh biáidh do réir a nuimhre, do réir an gnátha.

22. Agus aonghabhar ar son ofrála peacaidh taobh amuigh don nofráil loiscthe ghnáthaigh, agus dá hofráil bidh agus dá hofráil dighe.

23. Agus ar an gceathramhadh lá, deich mbulóga, dá reithe, agus ceithre

huáin déug don chéidbhliadhain gan cháidhe.

24. Agus a nofráil bídh agus a nofrála dighe, do na bulógaibh, do na reithibh, agus do na huanaibh biaidh do réir a náirimhe, do réir an gnátha.

25. Agus éinmhionnán do na gabhraibh mar ofráil pheacaidh, taobh amuigh don nofráil loisgthe gnáthaigh, agus dá hofráil bídh agus dá hofráil dighe.

26. Agus ar an gcúigeadh lá, naoi mbulóga, dá reithe, ceithre huáin déag don chéidbliadhain gan cháidhe.

27 Agus biaidh a nofráil bídh, agus a nofrála dighe, do na bulógaibh, do na reithibh, agus do na huanaibh, do réir a náirimhe, do réir an gnátha.

28. Agus éinmhionnán mar ofráil pheacaidh, taobh amuigh don nofráil loisgthe gnáthaigh, agus dá hofráil bídh, agus dá hofráil dighe.

29. Agus ar an seiseadh lá ocht mbulóga, dá reithe, agus ceithre huáin déug don chéidbliadhain gan toibhéim.

30. Agus a nofráil bídh agus a nofrála dighe do na bulógaibh, do na reithibh, agus do na huanaibh, biaidh do réir a náirimhe, do réir an gnátha.

31. Agus éinghabhar mar ofráil pheacaidh, taobh amuigh don nofráil loisgthe gnáthaigh, agus dá hofráil bídh, agus dá hofráil dighe.

32. Agus ar an seachtmhadh lá seacht mbulóga, dá reithe, agus ceithre huáin déug don chéidbliadhain gan cháidhe.

33. Agus a nofráil bídh, agus a nofrála dighe do na bulógaibh, do na reithibh, agus do na huanaibh, biaidh do réir a náirimhe, do réir an gnátha.

34. Agus éinghabhar mar ofráil pheacaidh, taobh amuigh don nofráil loisgthe gnáthaigh, agus dá hofráil bídh agus dá hofráil dighe.

35. Ar an ochtmhadh lá biaidh comhchruinniughadh * sollamanta agaibh: ní dhéantaoi obair shaothrach ar bith ann.

* Lebhit: 23. 36.

36. Acht ofráilfidh ofráil loisgthe, íodhbairt déanta le teinidh do bholadh cumhra don tighearna, aon bulóg, aonreithe, agus seacht nuáin don chéidbhliadhain gan cháidhe.

37. A nofráil bídh agus a nofrála dighe, don bulóig, don reithe, agus do na huanaibh, biaidh do réir a náirimhe, do réir an gnátha.

38. Agus éinghabhar mar ofráil pheacaidh, taobh amuigh don nofráil loisgthe gnáthaigh, agus dá hofráil bídh, agus dá hofráil dighe.

39. Do dhéantaoi na neithesi don tighearna ann bhur bhféilltibh cinnte, taobh amuigh dá bhur móidibh agus dá bhur nofrála toilghionia, ar son bhur nofrálach loisgthe, agus ar son bhur nofrálach bídh, agus ar son bhur nofrálach dighe, agus ar son bhur nofrálach síodha.

40. Agus do innis Maoise do chloinn Israel do réir a nuile ní dár aithin an tighearna do Mhaoise.

## CAIB. 30.

AGus do labhair Maoise re ceannaibh na ttreabh a ttaobh chloinne Israel, gha rádh, sé so an ní do aithin an tighearna.

2. Má bheir duine móid don tighearna, nó má bheir mionna do cheangal a anma le banna; ní bhrisfidh sé a focal, do dhéana sé féin a nuile bhriathra tiocfas amach as a bhéul.

3. Má bheir bean mar an gcéadna móid don tighearna, agus í féin do cheangal a mbanna, a ttigh a hathar ann a hóige.

4. Agus go gcluinfe a hathair a móid, agus a banna lear cheangail sí a hanam, agus go naistfidh a hathair ria: annsin seasfaidh a móide uile, agus seasfaidh gach banna lear cheangail sí a hanam.

5. Achd má choisgann a hathair í, an lá chluinfeas sé sin, ní sheasfaidh aon mhóid nó aon bhanna lear cheangail sí a hanam: agus maithfidh an tighearna dí, do chionn gur thoirmisg a hathair í.

6. Agus

6. Agus má bhí fer ar Lucor aice, a nuair ṫug si a móid, nó má labhair si linni amaċ as a béul lér ċengail si a hanam ;

7. Agus go gcualuiḋ a fer é, agus nár labhair an lá do ċúaluiḋ é : annsin sesfuiḋ a móide, agus sesfuidh a banna lér ċengail si a hanam.

8. Aċ má neimċontuiġ a fer lé, an lá do ċúaluiḋ é ; annsin do ḋéna sé a móid noċ do ṁóidiġ si, agus an ni do labhair si lé na béul, ler ċenguil si a hanam, gan éifeċt ar biṫ ; agus maiṫfiḋ an tiġerna di é.

9. Aċ gaċ uile ṁóid baintreabhuiġ, agus na mná sgarṫa, ler ċengladar a nanmanna, sesfuiḋ sé na haġuiḋ.

10. Agus má ṁóidiġ si a ttigh a fir, nó gur ċenguil si a hanam le banna maille re mionnuib ;

11. Agus go ccúaluiḋ a fer é, agus gur éist ria, ⁊ nar ṫoirmisc i ; annsin sesfuiḋ a móide uile, agus sesfuiḋ gaċ lnbanna ler ċenguil si a hanam.

12. Aċ ma rinne a fer diomṁóin iad an lá do ċúaluiḋ sé iad ; annsin giḋ bé ni ṫig as a béul amaċ a ttaoib a móideaḋ, nó a ttaoib banna a hanma, ni sesfuiḋ siad ; do rinne a fer diomṁóin iad, agus maiṫfiḋ an tiġerna dise.

13. Gaċ uile ṁóid agus gaċ uile ṁionna cengailteaċ do ċráḋ a hanma, féaduiġ a fer a ḋaingniuġaḋ, nó féaduiġ a fer a ċur ar ccúl.

14. Aċ má bionn a fer ċuid amach na ṫost ó ló go ló ; annsin daingniḋ sé a móide uile, nó na huile bannada dá bfuil uirre : comḋaingniġ sé iad, do ḃríġ gur éist sé ria, annsa ló a ccualuiḋ sé iad.

15. Aċ má ní sé diomṁóin iad ar mhoḋ ar biṫ tar éis iad do ċloisdean, annsin iomċoruiḋ sé a peacaḋsan.

16. Siadso na reaċta do aiṫin an tiġerna do Mhaóise, idir fer agus a ben, idir a naṫair agus a ingen, an mbeiṫ di ann a hóige a ttiġ a haṫar.

Caib. 31.

Agus do labhair an tiġerna re Maóise ġá ráḋ ;

2. * Dioġail clann Israel ar na Midianchuibh : na ḋiaiġ sin * cruinneoċtar ċum do ḋaoine ṫú. * Caib. 25. 17. * Caib. 27. 13

3. Agus do labhair Maóise ris an bpobal, dá ráḋ, gabaḋ cuid agaibh airm ċum an ċogaiḋ a naġaiḋ na Midianach, agus dioġlaidis an tiġerna ar na Midianchuibh.

4. Míle as gaċ éintreib, ar fad ṫreab Israel uile, ċuirfiḋe ċum an ċogaiḋ.

5. Mar sin do tugaḋ amaċ as miltib Israel mile as gaċ éintreib, dá ṁile déug a narm ċum coguiḋ.

6. Agus do ċaṫuiġedar a naġaiḋ na Midianach mar do aiṫin an tiġerna do Mhaóise, agus do ṁarbadar a bfir uile.

8. Agus do ṁarbadar fós Ríġṫe na Midianach, taobh amuiġ don chuid eile diob do marbaḋ, * Ebhi, agus Recem, agus Sur, agus Hur, agus Reba, cúig Ríġṫe Midian : Bálaam mar an ccéadna mac Beor do ṁarbadar leis an ccloiḋem é. * Jos. 13. 21.

9. Agus do ġabadar clann Israel mná na Midianaċ uile na mbraiġde, agus a leinb, agus rugadar leó slédáil a náirnéise uile, agus a ttréada uile, agus a maóin uile.

10. Agus do loisceadar a gcaiṫreaċa uile, ionar áitreabadar, agus a gcaisléin sgiamaċa uile le teiniḋ.

11. Agus rugadar leó na héadála uile, agus na creaċa uile, idir ḋaoine agus ainmiḋe.

12. Agus tugadar na braiġde agus na creaċa agus na héadála leó go Maóise, agus go Heleásar an sagart, agus go coiṁṫionól cloinne Israel go nuiġe an gcampa a mauiġibh Mhoab, noċ atá láiṁ ré Iordan a bfogus do Ierico.

13. Agus do ċuaidh Maoise agus Eleásar an sagart agus prionnsaidhe an ċomhchruinniġ uile amaċ do ṫeagmháil riú taobh amuigh don ḟoslongpórt.

14. Agus do bhí Maoise feargach re hoifigeachaibh an tsluaigh, ris na caiptinibh ós cionn míltedh, agus ris na caiptinibh ós cionn ċéud, noċ ṫáinic ón ċaṫ.

15. Agus a dubhairt Maoise riú, nar ċumhduiġeabhar na mná uile na mbeaṫaiġ?

16. Féuċ, tugadar * so ar ċloinn Israel tré ċomhairle Bhálaam, peacughadh a naġaidh an tiġearna a gcúis Pheoir, agus do bhí pláiġ a measc ċomhchruinniġ an tiġearna.

* Caib. 25. 2. 2 Pheadair 2. 15.

17. Uime sin a nois * marbhuidh gaċ firionnaċ a measc na mbeag, agus marbhuidh gaċ éinbhean agá raibh fios fir re luiġe leis.

*Breitheamh. 21. 11.

18. Aċ na leinbh ban uile, ag nach raibh fios fir re luiġe ris, coiméaduiġ beó iad dóibh féin.

19. Agus deanuidh comhnuiġe taobh amuigh don ċampa seaċt lá, gidh bé marbh neaċ,* agus gidh bé bean re corp marbh, glanuidh sibh féin agus bhur mbraiġde ar an treas lá, agus ar an seaċtmadh lá.

* Caib. 19. 11.

20. Agus glanuidh bhur néaduighe, agus gaċ nidh dá ndearnadh do ċroicnibh, agus gaċ uile obair dfionnadh gabhar, agus gaċ éinni do rinneadh do ċrann.

21. Agus a dubhairt Eleásar an sagart ris an luċt cogaidh, noċ do ċuaidh ċum an ċaṫa, sé so órdughadh an dliġe, noċ do ḟúagair an tiġearna do Mhaoise;

22. Amháin an tór agus an tairgead, an prás agus an tiarann, an stán agus an luaiġe,

23. A nuile ni dá bhfuileongaidh an teinidh, do bhéarṫaoi ar dul ṫrid an tteinidh, agus biaidh sé glan; giodheadh glanfuiġear é lé huisge an dealuiġe: agus a nuile ní naċ bhfuileang an teinidh do bhéarṫaoi fá dear a dul ṫrid a nuisce.

24. Agus nigfidhe bhur néaduiġe ar an seaċtmadh lá, agus beiṫi glan, agus na dhiaigh sin tiocfuidhe don ċampa.

25. Agus do labhair an tiġearna re Maoise, dá rádh;

26. Glac suim na héadala do beanadh amaċ idir dhaoine agus beaṫaċ, ṫusa agus Eleásar an sagart, agus príomhaiṫreaċa an ċomhchruinniġ:

27. Agus roinn a néadail a ndá ċuid idir an muinntir do ġlac orra an cogadh, noċ do ċuaidh amaċ san chaṫ, agus eidir an comhchruinniughadh uile.

28. Agus tóg áirdċíos don tiġearna ón luċt coguidh do ċuaidh amach ċum an ċaṫa; aon anam as cúig chéd, do na daoinibh, agus do na buaibh, agus do na hasalaibh agus do na caoiruibh.

29. Buain dá leaṫsan é, agus tabhair do Eleásar an sagart é, mar ofráil ṫógṫa don tiġearna.

30. Agus do leaṫ ċloinne Israel buainfe tú aon ċuid roinna do ċaogad do na daoinibh, do na buaibh, do na hasaluibh, agus do na tréaduibh, do na huile sórt áirnéisi, agus tabhair iad do na Lebhitibh, noċ ċoiméadas cúram ṫabearnacuil an tiġearna.

31. Agus do rinne Maoise agus Eleásar an sagart mar do aiṫin an tiġearna dhóibh

32. Agus a néadáil, fuiġioll na ċreiċe noċ do ġlacadar an luċt cogaidh, do bhádar sé ċéad míle agus seaċtmhoghad míle, agus cúig mhíle caora.

33. Agus trí fiċċid agus dá míle déug bó.

34. Agus trí fiċċid agus aon míle asal.

35. Agus trioċad agus dá míle pearsa sa niomlán do mnáibh nar ḟionn fear riamh re luiġe ris.

36. Agus an leaṫ do budh cuid roinna don muinntir do ċuaidh amaċ ċum an ċogaidh, do bhí a nuimhir trí ċéad míle, agus seaċt míle déag ar fiċċid, agus cúig ċéad caora.

37. Agus do bé áirdċíos an tiġearna do na caoiruibh sé ċéad agus trí fiċċid agus a cúig déug.

38. Agus

38. Agus do ḃádar na ba trio-
ċad agus sé míle, agus do ḃé áirdo-
ċios an tiġearna ḋíoḃ sin, trí fiċtiḋ
agus a dó ḋéug.
39. Agus do ḃádar na hasail
deiċ míle fiċtioḋ agus cúig ċéd, agus
do ḃé áirdoċios an tiġearna ḋíobh, a
haon agus trí fiċtiḋ.
40. Agus do ḃádar na ḋaoine sé
míle ḋéug, agus dob é áirdoċios an ti-
ġearna ḋíoḃ, trioċad agus dá pear-
sain.
41. Agus tug Maóise an táirdo-
ċios úaḋ, noċ do ḃé ofráil ṫógṫa an
tiġearna, do Eleásar an sagart, mar
do aitin an tiġearna do Mhaóise.
42. Agus do leiṫ ċloinne Israel,
noċ do roinn Maóise ón luċt cogaiḋ,
43. (Anois an leṫ ráinic don ċom-
ċruinniuġaḋ, do buḋ trí ċéad míle a-
gus seaċt míle agus cúig céad caora.
44. Agus trioċad agus sé míle
bó.
45. Agus trioċad míle asal a-
gus cúig ċéd.
46. Agus sé míle ḋéag pearsa.)
47. Don leṫ so ċloinne Israel do
ṫóg Maóisi sinead roinna do chaogad,
idir ḋaoine agus beaṫaċ agus tug iad
do na Lebhitibh, noċ do ċoiméid cú-
ram ṫabernacuil an tiġearna, mar do
aitin an tiġearna do Mhaóise.
48. Agus na hoifigiḋ do ḃí ós
cionn míltioḋ don tsluaġ, caiptinigh
míltioḋ, agus caiptiniġ céud, ṫanga-
dar a bfogus do Mhaóise.
49: Agus a dubradar ré Maói-
se, do gabadar do seirbisiġ ṫuair na
bfear cogaiḋ, noċ atá fa ar láim, a-
gus ní ṫeastann duine ḋíob.
50. Thugamar ar a naḋbarsin ofr-
áil cum an tiġearna a bfuáir gaċ aon
againn do sheoduiḃ óir, do slabraiḋibh a-
gus do ḃráisléadaiḃ, fáinniḋiḃ, do ċlu-
aisíníḃ agus do ṫaiblib, do ḋéanam
síoṫa dar nanam a laṫair an tiġearna.
51. Agus do ġlac Maóise, agus
Eleásar an sagart an tór úaṫa, mar
atá a nuile séad oibriġṫe.
52. Agus an tór ofrála uile do
ofráladar suas don tiġearna ó ċaip-
tinib míltioḋ agus ó ċaiptinib céud,
do buḋ sé míle ḋéug agus seaċt ccéd
agus caogad secel é.
53. Oir do ġlacadar luċt an ċo-
gaiḋ, éadáil ar leiṫ gach éandaoine
aca dó féin.
54. Agus do ġlac Maóise agus
Eleásar an sagart an tór ó ċaipti-
nib na míltioḋ agus na gcéad, agus
tugadar é go tabernacuil an chom-
ċruinnig, mar ċuimne do ċloinn Israel a
laṫair an tiġearna.

## CAIB. 32.



Nois do bí ro mórán áir-
néise ag cloinn Reuben a-
gus ag cloinn Ghad; agus
a nuáir do ċonncadar fe-
rann Iazer agus fearann
Gilead, féuċ, go raib a náit na háit
áirnéisi.
2. Tangadar clann Ghad agus
clann Reuben, agus do labradar re
Maóise agus re Heleásar an sa-
gart, agus re prionnsaiḋib an chom-
ċruinnig, gá rád,
3. Ataroth, agus Dibon, agus Ia-
zer, agus Nimrah, agus Hesbon, a-
gus Elealeh, agus Sebam, agus Ne-
bo, agus Beon;
4. Eadon an tír do buáil an ti-
ġearna a laṫair ċoiṫionuil Israel, is
fearann áirnéise é, agus atá áirnéis
ag do seirbiseaċaib.
5. Ar a naḋbarsin, ar siad, má
fuaramar grása ad radharc, tugṫar
an dúṫaigsi dod seirbiseaċaib mar
seilb, agus ná beirṫear a nonn tar Ior-
dan sinn.
6. Agus a dubairt Maóise re clan-
naiḃ Gad, agus re clannaib Reuben,
an raċaid bur ndearbraiṫre ċum an ċo-
gaiḋ, agus an suiḋfe sibsi annso?
7. Agus cred fá mímeisniġṫí clann
Israel

Israel um dul a noñ don tír noċ tug
an tigherna dóib ?
8. Mar so do rinedar bur naithre
a nuáir do ċuir misi ó Chades-barnea
dfeċain na tíre iad.
* Caib. 13. 24. 9. Oir * a nuáir do ċuadar suas
go glen Escol, agus do ċoncadar an
fearan, do meirtnigheadar croidhe ċloiñe
Israel, naċ raċaidís don dúthaigh noċ
tug an tigherna dóib.
10. Agus do las fearg an tigherna
a nuairsin féin, agus tug a mhoṅa
dá ráḋ.
11. Go deimhin, ní faicfiḋ éndhuine
dá ttáinic amach as an Negipt ó
* Caib. 14. 28, 29. * fichthid bliadan dóis agus ós a
ċioñ, an dúthaigh do mhoṅa misi do
Abraham, do Isaac, agus do Iácob,
do ċioñ nar leanadar misi go hiomlán.
12. Aċ Caleb mac Iephunneh an
Cenisiteach, agus Iosua mac Nun:
óir do leanadar go hiomlán an tigherna.
13. Agus do las fearg an tigherna a nagaiḋ Israel, agus do ċuir ar
seċrán san bfásaċ iad, dá fichtiḋ
bliadan, nó gur díoghláithrigheaḋ a nuile
gheinealach do riñe olc a láthair an tigherna.
14. Agus féachaiḋ atáthaoise ar
neirge suas a náit bar naithreaḋ, bísiughaḋ
daoineaḋ peacach, do mhéadughaḋ fós dibfeirge an tigherna a nagaiḋ Israel.
15. Oir má fillthísi uádha, fágfaiḋ
sé iad gan amharus a rís aṅsa bfásach,
agus scriosfaiḋ sé na daoinesi uile.
16. Agus tangadar a ngar dhó,
agus a dubradar, do dhénam mánraċa
aṅso dár náirnéis, agus caithreacha
dár ndaoinibh beaga.
17. As raċam féin réiḋ armtha
roimhe ċloiñ Israel nó go mbeirem dá
náit iad: agus coimneoċaiḋ ar mnás
óg aṅsna caithreaċaibh daingne ar eagla
áitreabhaċ na tíre.
18. Ni fillfem dar ttightibh nó go
sealbhóchaid claṅ Israel, gaċ éin a oighreaċ féin.
19. Oir ni iarrfamne oighreaċ maille
riu don taoibh úd do Iordan nó thairis sin,
do ċioñ gur ṫuit ar noighreaċ ċugaiñ
don taoibhsi do Iordan leith soir.
20. Agus a dubhairt * Maóise riú, * Jos. 1. 13.
má niti an ní si, má tig sibh armtha roimhe an ttigherna ċum cogaiḋ,
21. Agus go raċthaoi uile armtha
tar Iordan a láthair an tigherna, nó go
ndíbrigh sé roimhe amaċ a naimhde ón
fiadhnaisi,
22. Agus go ccloidhfighear an dúthaigh
a láthair an tigherna: aṅsin fillfiḋe fá
deóigh, agus beithí neimhċiontaċ a láthair an tigherna, agus a láthair Israel:
agus biáiḋ an fearaṅsa na seilbh agaibhsi a láthair an tigherna.
23. Ar muna ndeárnthaoi so, féchaiḋ
do peacugheabhair a nagaiḋ an tigherna, agus bioḋ a dheirbh agaibh go bfuighiḋ bur
bpeacaḋ amaċ sibh.
24. Déanaiḋ caithreaċa dá bur ndaoinibh beaga, agus mánraċa dá bur gcaoirċaibh; aċ déanaiḋ an ní táinic amaċ as
bur mbéul.
25. Agus do labradar claṅ Ghad,
agus claṅ Reuben ré Maóise, dhá
ráḋ, do dhéanaiḋ do sherbhíseaċ mar do
aithin mo tigherna:
26. Beiḋ ar gclaṅ beag agus ar
mná, agus ar ttréda, agus ar náirnéis uile aṅsin a gcaithreaċaibh Ghilead.
27. Aċ raċaiḋ do * sherbhíseaċ thairis, * Jos. 4. 12.
gaċ éndhuine armalta ċum an ċogaiḋ
do ċathughaḋ roimhe an ttigherna, mar
a deir mo tigherna.
28. Mar sin do aithin Maóise dá
ttaóibh do Eleásar an sagart, agus
do Iosua mac Nun, agus daithribh onóraċa treabh ċloiñe Israel.
29. Agus a dubhairt Maóise riú,
má tiagaid claṅ Ghad, agus claṅ
Reuben libh tar Iordan, gaċ éndhuine
armtha ċum caṫa a láthair an tigherna,
agus go ccloidhfighear an tír romhaibh,
aṅsin do bhéarthaoi tír Ghilead dhóibh
mar seilbh.
30. Aċ muna ndeachaid siad libh a
nuñ armtha do gheabhaid seilbh bur measc
a ttír Chanáain.
31. Agus do freagradar claṅ
Ghad agus claṅ Reuben, gá ráḋ, mar
a

a duḃġa an tiġearna red ṡerbhiseċaibh,
is mar sin do ḋénamne.

32. Raċam tḡis anoñ armṫa roimhe
an ttiġearna go tír Chanáin, ċor go
mad liñ ar ṡelb don taóibh si do Ior-
dan.

* Deut. 3.12. Jos. 13. 8. & 22. 4. 33. Agus tug * Maóise dóibh,
(giod) do ċloiñ Ghád, agus do ċloiñ
Reuben, agus do leṫ treibhe Mhanas-
seh mic Ioseph, rioġaċ Sihon Rig na
Namoriteach, agus rioġaċ Og Rig
Basan, an ferañ gun a ċaiṫreċaibh,
añsna foirimlibh, mar atáid caiṫreċa
na tíre timċioll fá gcuáirt.

34. Agus do rinġedar claña Gad
Dibon, agus Atarot, agus Aroer,

35. Agus Atrot, Sophan, agus
Iaser, agus Iogbehah,

36. Agus Beitnimrah, agus Bet-
aran, caiṫreċa cumdaiġe, agus mánra-
ċa do ċóiriġ.

37. Agus do ċrgneadar clan Reu-
ben suas Hesbon, agus Elialeh, agus
Ciriatam,

38. Agus Nebo, agus Baalmeon
(ar naṫruġad a nanmañ) agus Sib-
mat: agus tugadar anmaña oile ⁊
na caiṫreċaibh do riñgedar.

* Gein. 50. 23. 39. Agus do imṫiġedar clañ * Ma-
chir mic Manasseh go Gilead, agus
do ġabhġedar é, agus do ċrḡedar
as ṡeilb an Tamoriteach do bí añ.

40. Agus tug Maóise Gilead do
Mhachir mac Manasseh agus do ċoim-
nigh sé añ.

* Deut. 3.14. 41. Agus do ċuáid * Iair mac
Manasseh, agus do ġlac a mbailte
beġa san, agus do ġoir Habhot-Iáir
diobh.

42. Agus do ċuáid Nobah, agus
do ġlac Cenat agus a bailte beaġa,
agus do ġoir Nobah de do réir a
anma féin.

CAIB. 33.


iadsó siubail ċloinne Israel,
noċ do ċuaid amaċ as ċríċ
na hÉgipte le na sluáġaibh
fói láimh Mhaóise agus
Aaron.

2. Agus do sgríobh Maóise a nim-
ṫeċta amaċ do réir a tturuis tre
aitne an tiġearna, agus a siadso a
tturus do réir a tteċta amaċ.

3. Agus do fágbadar * Rameses * Exod. 12.
añsa ċéid mí ar an gcúigeḋ lá déug 37.
don ċéid mí: ar na máraċ dérs na
Cásg do ċúadar clan Israel amach
le láim áird a radharc na Négipteach
uile.

4. (Oir do adlaiceadar na hÉgip-
tigh a nuile ċéidgin noċ do buail an
tiġearna na measc: ar na Déeibh mar an
gcéadna do rine an tiġearna breiṫem-
nus.)

5. Agus do áṫrgedar clañ Is-
rael ó Rameses, agus do áitiġedar
a Sucot.

6. Agus do imṫiġedar as * Su- * Exod. 13.
cot, agus do ṡuiġedar an Etam, noċ 20.
atá a nimiol an fásaiġ.

7. Agus do áṫrgedar as Etam,
agus do filledar arís go Pihahirot,
noċ atá as coiṁe Bhaal-Sephon: a-
gus do ṡuiġedar as coiṁe Mhigdol.

8. Agus do ġluáisiodar ó choiṁe
Pihahirot, agus do ċúadar tré * láir * Exod. 15.
na fairrge go nuige an fásaċ, agus 22.
do ċúadar ṫoe trí lá a bfásaċ Etam,
agus do ṡuiġedar a Marah.

9. Agus do áṫrgedar ó Ma-
rah, agus * tangadar go Helim: * Exod. 15.
agus do bádar dá tobar déug uisge 27.
a Nelim: agus trí ficid agus deiċ
ccrañ pailme; agus do ṡuiġeadar
añsin.

10. Agus do áṫrgedar as Elim,
agus do foradar ag an muir ruáid.

11. Agus do áṫrgedar ón muir
ruáid, ⁊ do foradar * a bfásaċ Sin. * Exod. 16. 1.

12. Agus

12. Agus do ġluaiseadar ó ḟásaċ Sin, agus do ṡuiġeadar a Ndophcah.
13. Agus dimṫiġeadar ó Dophcah, agus do ṡuiġeadar a Nalus.
* Exod. 17. 1. 14. Agus do áṫruiġeadar ó Alus, agus do ṡuigheadar a * Rephidim; áit nać raiḃ uisge ag na dáoinibh re ól.
* Exod. 19. 1. 15. Agus dḟágbadar Rephidim, agus do ṡuiġeadar * a bfásaċ Sinai.
* Caib. 11. 34. 16. Agus do áṫruiġeadar ó ḟásaċ Sinai, agus do ṡuiġeadar a * Cibroṫ-hataabhah.
* Caib. 11. 35. 17. Agus do imṫiġeadar as Cibroṫ-hataabhah, agus do ṡuiġeadar an * Haseroṫ.
18. Agus do ḟágbadar Haseroṫ, agus do ṡuiġeadar a Ritmah.
19. Agus do ḟágbadar Ritmah, agus do ṡuiġeadar a Rimmon-Páres.
20. Agus do ḟágbadar Rimmon-Páres, agus do ṡuiġeadar a Libnah.
21. Agus do áṫruiġeadar ó Libnah, agus do ṡuiġeadar a Rissah.
22. Agus do ġluaiseadar ó Rissah, agus do ḟosadar an Cehelatah.
23. Do imṫiġeadar as Cehelatah, agus do ḟosadar a sliaḃ Sapher.
24. Agus do áṫruiġeadar ó sliaḃ Sapher, agus do ḟosadar ag Haradah.
25. Do áṫruiġeadar ó Haradah, agus do ṡuiġeadar a Macheloṫ.
26. Agus do áṫruigheadar as Macheloṫ, agus do ḟosadar ag Tahat.
27. Agus do ḟágbadar Tahat, agus go ṡuiġeadar a Ttarah.
28. Agus do áṫruiġeadar ó Thárah, agus do ṡuiġeadar a Mitcah.
29. Agus do ċuadar ó Mhitcah, agus do ṡuiġeadar ag Hasmonah.
* Deut. 10. 6. 30. Agus do ḟágbadar Hasmonah, agus do ḟanadar ag * Moseroṫ.
31. Agus do ḟágbadar Moseroṫ, agus do ṡuiġeadar an Bene-Iaacan.
32. Agus do áṫruiġeadar ó Bhene-Iaacan, agus do ċomhnuiġeadar ag Hor-hagiogad.

33. Agus do imṫiġeadar ó Hor-hagiogad, agus do ṡuiġeadar an Iotbata.
34. Do áṫruiġeadar ó Iotbátah, agus do ċomhnuiġeadar an Ebrónah.
35. Agus do ḟágbadar Ebrónah, agus do ṡuiġeadar ag Esion-gaber.
36. Agus do áṫruiġeadar ó Esion-gaber, agus do ṡuiġeadar * a bfásaċ Sin, dá ngoirṫear Cades. * Caib. 20. 1.
37. Agus do áṫruiġeadar ó * Chádes, agus do ṡuiġeadar ar sliaḃ Hor a mbruaċ ḟearuinn Edom. * Exod. 16. 22.
38. Agus do ċuaiḋ * Aaron an sagart suas go sliaḃ Hor ar aiṫne an tiġerna, agus fuair bás ansin, an ceaṫraċad bliadain tar éis ċloinne Israel do ṫeaċt amaċ as criċ na Hégipte, ansa ċéad lá don ċúigeaḋ mí. * Caib. 20. 25, Deut. 32. 50.
39. Agus do bí Aaron céad agus fiċe agus tri bliaḋna dáois a nuair dég sé a sliaḃ Hor.
40. Agus do ċualaiḋ * Riġ Arad an Cananiteach (noċ do áiṫreaḃ budh ḋeas a ttír Chánaain) teaċt ċloinne Israel. * Caib. 21. 1.
41. Agus do ḟágbadar * sliabh Hor, agus do ṡuiġeadar a Salmónah. * Caib. 21. 4.
42. Agus do ḟágbadar Salmónah, agus do ṡuiġeadar a bPúnon.
43. Agus do ḟágbadar Púnon, agus do ṡuiġeadar an Oboṫ.
44. Agus do ḟágbadar Oboṫ, agus do ṡuiġeadar ag Cáruiġbh-Abarim a tteóruinn Mhoab.
45. Agus do ḟágbadar na Cárna, agus do ḟosadar an Dibon-gad.
46. Agus do áṫruiġeadar ó Dhibon-gad, agus do ċomhnuiġeadar an Almon-diblataim.
47. Agus do áṫruiġeadar ó Almon-diblatam, agus do ṡuiġeadar a sléibtib Abarim: ós coinne Nebo.
48. Agus do imṫiġeadar ó sléibtib Abarim, agus do ṡuiġeadar a reiṫeċ Mhoab, láim re Iordan a bfogus do Ierichó.
49. Agus do ṡuiġeadar láim re Iordan ó Bhet-Iesimoṫ go nuige * Abel-Sittim a reiṫeċ Mhoab. * Caib. 25. 1.

50. Agus

50. Agus do laḃ. an tiġerna re
Maóise a réiṫeċ Mhoab láim re Ior-
dan a bfogus do Ierieho, ġá ráḋ,

51. Laḃ. re cloiñ Israel agus
abḃ. riú, * a nuáir raċfuiḋ tar Iordan  • Deut. 7. 2. Jos. 11. 12.
go tir Chánaain.

52. Aṅsin cuirfiḋe amaċ na huile
ḋúṫċusaiġ a nfearann as bur raḋarc,
agus scriosfuiḋe a níomáiġeḋ uile,
agus millfiḋe a níomáiġeḋ leġṫa uile,
agus leġfuiḋe síos go hiomlán a náite
árda uile.

53. Agus cuirfiḋe na ḋúṫċusaiġ
as seilḃ an nfearann, agus áiteoch-
ṫaoi añ: óir ṫug misi an fearañ dibh
dá ṡelbuġaḋ.

54. Agus * roiñfiḋe an fearañ lē  • Caib. 26. 53.
crañċar mar oiġreaċ a measc bur
ttreaba, agus don luċ is mó do
ḃéurṫaoi an ċuid is mó do noiġreaċ, a-
gus don luċ is luġa do ḃéarṫaoi an
ċuid is luġa do noiġreaċ: biáiḋ oiġ-
reaċ gaċ duine mar a ttuitfiḋ a
ċrañċar: do réir treaba bur naiṫreaḋ
do ġebṫaoi oiġreaċ.

55. Aċ muna gcurṫaoi amaċ ro-
mhuiḃ ḋúṫċusaiġ an nfearann, aṅsin ti-
ocfa a gcriċ, an ċuid dá léigfiḋe fu-
reaċ aguiḃ, go mbéiḋ na * scolbuiḃ añ  • Jos. 23. 13. Breith. 2. 3.
bur súilib agus na ndealguiḃ añ bhur
ttaoḃuiḃ, agus go mbuáiḋeoruid sib
aṅsa ḋúṫaiġ a gcoimneoċṫaoi.

56. Tuilleaḋ oile tiucfuiḋ a gcriċ
go ndéna misi ribsi mar do smuáin mē
do ḋéanam riúsan.

---

C a i b. 34.



Agus do laḃ. an tiġerna re
Maóisi, dá ráḋ,

2. Aiṫin do ċloiñ Isra-
el, agus abair riú, a nu-
áir tiucfuiḋe go tir Chánaam, a sē
so an fearañ tuitfios ċugaibsi mar
oiġreaċ, eadon fearañ Chánaain maille
re na ṫeoranuiḃ.

3. Aṅsin * biáiḋ bur gceaṫramhna  • Jos. 15. 1.
buḋ ḋeas ó ḟásaċ Sin ar fad láim rē
himlib Edom, agus buḋ ē bur tteórañ
buḋ ḋeas firimiol na fairrge sailte
leaṫ ṡoir.

4. Agus fillfiḋ bur tteórañ ón
taoḃ ó ḋeas go hárd Acrabbim, agus
roiċfiġ ar fad go Sin: agus biáiḋ a ḋul
amaċ sin ón taoḃ ḋeas go Cádes-bar-
nea, agus raċaiḋ go Hasar-addar,
agus raċaiḋ ar a aġaiḋ go Hasmon.

5. Agus béaruiḋ an teórañ cum-
pás lē ó Asmon go sruṫ na hÉgipte,
agus buḋ í an nfairrge a ḋul amaċ.

6. Agus ar son na teórañ taoḃh
ṡiar biáiḋ a nfairrge ṁór agad mar
ṫeóruiñ; buḋ í so do ṫeórañ ṡiar.

7. Agus buḋ í so do ṫeórañ budh
ṫuáiḋ, ón nfairrge ṁóir ciñfe tú dhuit
féin go sliab Hor.

8. O ṡliab Hor ciñfe tú go ḋul
a steaċ Hamat, agus biáiḋ ḋul amaċ
na teórañ go Sédad.

9. Agus raċuiḋ an teóra ar a
haġaiḋ go Siphron: agus biáiḋ a ḋul
amaċ ag Hasen-Enan, si so bur tteó-
ra buḋ ṫuáiġ.

10. Agus cuirfiḋe amaċ bur tteó-
rañ ṡoir, ó Hasar-Enan go Sepham.

11. Agus raċaiḋ an teóra síos
ó Shepham go Riblah don taoiḃ ṡoir
do Ain: agus tiocfa an teóra a nuas
agus roiċfiġ go taoḃ fairrge Chinneret
taoḃ ṡoir.

12. Agus raċaiḋ an teóra síos
go Iordan, agus biáiḋ a ḋul amach
ag an bfairrge ṡailte: buḋ í so bhur
nḋúṫaiġ maille rē na teórañuiḃ tim-
ċioll fá gcuáirt.

13. Agus do aiṫin Maóise do
ċloiñ Israel ġá ráḋ, si so an ḋúṫaiġ
do ġebṫaoi a noiġreaċ le crancar, noċ
do aiṫin an tiġearna do ṫabairt do na
naoi ttreaḃuiḃ agus don leiṫ ṫreiḃ.

14. * Oir do ġlacadar treabh  • Caib. 32. 33. Jos. 14. 2. 3.
cloiñe Reuben do réir tiġe a nait-
reaḋ, agus treaḃ cloiñe Gad do réir
tiġe a naiṫreaḋ, agus leiṫ ṫreabh
Mhanasseh do ghlacadar a noigh-
reaċ.

15. Do ġlacadar an dá ṫreib sin agus an leiṫ ṫreib a noiġreaċ don taoibh-si do Iordan láim re Ierichó taob soir leṫ ré héirge ġréine.

16. Agus go labh. an tiġerna ré Maóise, ġá ráḋ,

17. Siadso anmanna na ndaoine ranfas an ferann dóib: * Eleásar an sagart, agus Iosua mac Nun.

* Jos. 19.51.

18. Agus gébtaoi ċugaib ḟrionnsa amáin dá gaċ treib do roinn oiġreaċa an ferainn.

19. Agus siadso anmanna na ndaoine: do ṫreib Iúdah, Cáleb mac Iephunneh.

20. Agus do ṫreib ċloinne Simeoin, Semuel mac Ammihud.

21. Do ṫreib Beniamin, Elidad mac Chislon.

22. Agus prionnsa treibe ċloinne Dan, Buci mac Iogli.

23. Agus prionnsa ċloinne Ióseph, ar son treibe ċloinne Manasseh, Hanniel mac Ephod.

24. Agus prionnsa ṫreibe chloinne Ephraim, Cemuel mac Shiptan.

25. Agus prionnsa ṫreibe chloinne Sebulun, Elisaphan mac Parnach.

26. Agus prionnsa treibe chloinne Issachair, Paltiel mac Assan.

27. Agus prionnsa ṫreibe chloinne Aser, Ahihud mac Selomi.

28. Agus prionnsa treibe cloinne Naphtali, Pedahel mac Ammihud.

29. Siadso do aiṫin an tiġerna do roinn na hoiġreaċa do ċloinn Israel a ttír Chánaain.

---

## CAIB. 35.



Agus do labh. an tiġerna re Maóise a réiteach Mhoab láim re Iordan a bfogus do Ierichó, ġá ráḋ,

2.* Aiṫin do ċloinn Israel go ttugdaois do na Lebhitibh d'oiġreaċ a seilbe caiṫreaċa ċum coṁnuiġe ionnta: agus do béartaoi mar an gcéadna do na Lebhitibh coimin dá gcaiṫreaċaib na ttimċioll fa ccuairt.

* Jos. 21.2.

3. Agus do ġebhuid siad na caiṫreaċa do ċoṁnuiġe ionnta, agus biáid a gcoimin agá náirnéis, agus agá máoin, agus agá nainminntib.

4. Agus (roiċfid) coimin na ccaiṫreċ, noċ do béurtaoi do na Lebhitibh, ó balla na caiṫreċ agus ó sin amach, míle cubad timċioll fá gcuáirt.

5. Agus toimeósuiġ sib ón gcaiṫruiġ amuiġ ar an ttaob soir dá míle cubad, agus ar an ttaob ó ḋeas dhá míle cubad, agus ar an ttaob siar dá míle cubad, agus ar an ttaob ṫuáiġ dá míle cubad: (biáid) an caṫair a lár: budh é so biás dóibsion mar ċoimin na ccaiṫreċ.

6. Agus a measc na gcaiṫreċ béartaoi do na Lebhitibh * biáid sé caiṫreaċa ċum didin, noċ óirdeoċtaoi don dúnmarbṫaċ, ionnus go tteiṫfid sé ċuige: agus cuirfiḋe na ccennsin a dó ⁊ ceṫraċad caṫ.

* Deut. 4.41. Jos. 20.2. 21.3.

7. Mar sin béid iomlán na gcaiṫreċ do béartaoi do na Lebhitibh a hoċt ⁊ ceṫraċad caṫ: iad sin do béartaoi uáib maille re na ccoiminib.

8. Agus na caiṫreaċa béartaoi uáib béid do ṡeilb ċloinne Israel: ón luċ gá bfuil mórán do béurtaoi mórán, ón luċ gá bfuil began, béartaoi began: do béara gaċ ḟinne dá ċaiṫreaċuib do na Lebhitibh, do réir a oiġreaċa noċ selbhuiġios sé.

9. Agus do labh. an tiġerna re Maóise, dá ráḋ,

10. Labh. ré cloinn Israel agus abh. riú, * a nuáir beiti ar ttear a nall tar Iordan go tír Chánaain.

* Deut. 19. Jos. 20.2.

11. Ansin óirdeoċtaoi dáoib féin caiṫreaċa do beiṫ na ccaiṫreaċaibh didin dib, ċor go tteiṫfiod an marbṫóir ionnta, noċ marbas ḟinne tre ainbfios.

12. Agus béid agaib na gcaiṫreaċaib didin ón dioġaltaċ, ċor nac éugfuiġ an dúnmarbṫóir, no go seasaid sé

sé

[illegible] a mbreiṫeam-nus.

13. Agus biaiḋ sé caiṫreaċa ḋíḋin agaiḃ do na caiṫreaċaiḃ sin do ḃéurṫaoi uaiḃ.

14. Do ḃéurṫaoi (uaiḃ) trí caiṫreaċa don taoiḃ ṫoir do Iordan, agus do ḃéurṫaoi, trí caiṫreaċa a ttír Chánaan uaiḃ, noċ biaid na gcaiṫreacaibh ḋíḋin.

15. Béid na sé caiṫreaċa sin na ndíḋean araon do ċloinn Israel agus don ċoimiḋṫeaċ, agus don ndeoraiḋ ċuarta eatorra, ċor go tteiṫfeaḋ gaċ aon do ní marḃaḋ ann sin.

*Exod.21.14. 16. Agus * má ḃuailfe sé le hinstruimeint iarainn é, is go bfuiġe sé bás, is dúnmarḃṫóir é, cuirfiġear an fealltóir go deimin ċum báis.

17. Agus má ḃuailfe é le doirnóig cloiċe, re néugfaḋ sé, agus do ḃfuiġe bás, is dúnmarḃṫóir é: cuirfiġear an dúnmarḃṫóir go deimin ċum báis.

18. Nó má ḃuailfe é lé lámh-arm maide, le na bfuiġeaḋ bás, agus go bfaġann sé bás, is dúnmarḃṫóir é: agus cuirfiġear an dúnmarbtach go deimin ċum báis.

19. Dioġaltóir na fola, is é féin marḃfas an dúnmarḃṫóir: a nuair ṫeigeamas sé ris, marḃfaiḋ sé é.

*Deut.19.11. 20. Aċ * má ḃeir sáṫaḋ dó ó ḟuaṫ, nó má ċaiṫeann ní air dá ndeoin, ċor go bfuiġe sé bás.

21. Nó má ḃuailfe tré aingiḋeaċt é lé na láim, ċor go bfuiġe sé bás, cuirfiġear go deimin an té ḃuail é ċum báis: óir is dúnmarḃṫóir é; marḃfaiḋ fear dioġalta na fola an dúnmarḃṫóir a nuair ṫeigeamas sé ris.

*Exod.21.13. 22. Aċ má sáiṫeann sé é go hobann * gan námadus, nó má ċaiṫ éinní air, gan a ḃeiṫ a noirċill dó.

23. Nó le cloiċ ar biṫ lér bféidir duine marḃaḋ, gan a faicsin, agus a ċaiṫeamh air, ċor go néugfaḋ sé, agus naċ ar námhaid dó é, agus naċ ag iarraiḋ a ḋoċair do bí sé:

24. Ann sin do ḋéunaiḋ an ċomċruinniuġaḋ breiṫeamnus idir an marbtach agus dioġaltaċ na fola, do réir na mbreiṫeamnus so.

25. Agus saorfaiḋ an ċomċruinniuġaḋ an marḃṫóir amaċ as láim dioġaltóra na fola, agus aiseocaiḋ an comċruinniuġaḋ é go caṫraiġ a ḋíḋin ionar teiṫ sé: agus fanfaiḋ ann go bás a nárdsagairt, noċ do hungaḋ leis a nola naoṁṫa.

26. Aċ má ṫig an marḃṫóir uair ar biṫ taoḃ amuiġ do imliḃ ċaiṫreach a ḋíḋin, mar ar teiṫ sé.

27. Agus go bfuiġe dioġaltóir na fola é, taoḃ amuiġ do imliḃ ċaiṫreaċ a ḋíḋin, agus go marḃfe dioġaltóir na fola an marḃṫóir, ní ḃuḋ ciontaċ fola é.

28. Ar a naḋḃar gur ċóir dó fuireaċ iona ċaiṫraiġ ḋíḋin go bás a nárdsagairt: as tar éis bás a nárdsagairt fillfiḋ an marḃṫóir go dúṫaiġ a ṡeilbe.

29. Mar sin béid na neiṫe si na reaċta breiṫeamnuis agaiḃ ar feaḋ bur sleaċta an bur nuile áitiuġaḋ.

*Deut.17.6. & 19.15. Math.18.16. 2 Cor. 13.1. Eabhr.10.28. 30. Giḋ bé marḃus duine ar biṫh cuirfiġear an dúnmarḃṫóir ċum báis lé béul * fiaḋnaiḋ: as ní ḋéana fiaḋnaiḋ aṁáin fiaḋnuise a naġaiḋ duine, ċum go bfuiġeaḋ bás.

31. Tuillead oile ní ġeabṫaoi fuasglaḋ ar biṫ ar son anma dúnmarḃṫóra, noċ atá ciontaċ ċum báis, as cuirfiġear ċum báis é go deimin.

32. Agus ní ġeabṫaoi dioġluġeas ar biṫ ar son an té do teiṫ dá ċaṫraiġ ḋíḋin, ċor go tteaġaḋ a ris do ċomnuiḋe don dúṫaiġ go nuiġe bás an tsagairt.

33. Mar sin ní ṫruaillfiḋe an dúṫaiġ ann a bfuiltí; óir truaillioh a nfuil an dúṫhaiḋ, agus ní héidir an fearann do ġlanaḋ ón nfuil dóirtear ann, as lé fuil an té do ḋóirt í.

34. Ná salċaiḋ ar a naḋḃar sin an fearann a mbeiti, mar a gcomnuiġim si: óir misi an tighearna choinnuiġim a meass cloinne Israel.

## Caib. 36.



Agus tangadar cinn aithreadh mhuinntire chloinne Gilead mic Machir mic Manasseh, do shliocht chloinne Ioseph, a láthair, agus do labhradar a bhfiadhnuise Mhaoise agus a bhfiadhnuise na bprionnsadha, edhon príomhaithre chloinne Israel.

2. Agus a dubhradar, * do aithin an tighearna dar ttighearnanne an dúthaigh do thabhairt mar oighreacht le crannchur do chloinn Israel: agus do haithneadh dom thighearna leis an ttighearna oighreacht Shelophehad ar ndearbhrathar do thabhairt dá inghenaibh. * Caib. 27. 1. Jos. 17. 3.

3. Agus má pósthar iad ré héanduine do macaibh na ttreabh (oile) chloinne Israel, ansin béurthar a noighreacht ó oighreacht ar naithreachne, agus cuirfighear í a noighreacht na ttreabh ga bhfuil siad chuca iad: mar sin béarthar í ó chrannchar ar noighreachtne.

4. Agus a nuáir bias Iúbile chloinne Israel, ansin cuirfighear a noighreachtsan a noighreacht na treibhe chum a ngabhthar iad: mar sin tóigfighear a noighreachtsan ó oighreacht threibhe ar naithreachne.

5. Agus do aithin Maoisi do chloinn Israel do réir bhreithre an tighearna, ga rádh, is maith a dubhairt treabh mac Ioseph é.

6. Sé so an ni aithnigheas an tighearna a ttaobh inghen Shelophehad, gha rádh, Pósaidis leis an té bus áill leó féin, * amháin le muinntir threibhe a naithar pósadh siad. * Tob. 1. 9.

7. Mar sin nach áistreochthar oighreacht chloinne Israel ó threibh go treibh: oir coimeochaidh gach éanduine do chloinn Israel é féin do oighreacht threibhe a aithreadh.

8. Agus gach uile ingen dá sealbhuighenn oighreacht a néintreibh do chloinn Israel, biaidh na mnaoi ag aon do chineadh threibhe a hathar, ar chor go ccoimeochaidh a nuile duine do threabhaibh chloinne Israel oighreacht a naithreadh.

9. Ní mó áistróchus a noighreacht ó threibh go treibh, as coimeochaidh gach uile duine do threabhaibh chloinne Israel é féin dá oighreacht féin.

10. Do réir mar do aithin an tighearna do Mhaoise, is mar sin do rinnedar inghiona Shelophehad.

11. Oir do pósadh * Mahlah, Tirsah, Hoglah, Milcah, agus Noah, inghena Shelophehad, le macaibh dearbhrathar a nathar. * Caib. 27. 1.

12. Agus do pósadh iad le cineadh mac Manasseh mic Ioseph, agus do fan a noighreacht a ttreibh chinidh a nathar.

13. Siadso na haitheanta agus na breitheamhnuis do aithin an tighearna le láimh Mhaoise do chloinn Israel a réidhtibh Mhoab ag Iordan láimh re Iericho.

# AN CUIGEADH LEABHAR DO MHAOISI DA NGOIRTHEAR DEUTRONOMI.

## CAIB. I.



Siadso na briaṫra do labhair Maóise re hIsrael uile don taoibhsi do Iordan ann sa bfásaċ, ann sa réiḋ, tall as coiṁe na mara ruáiḋe, idir Pháran, agus Tophel, agus Lában, agus Haseroṫ, agus Disahab;

2. Uiḋe aon lá déag ó Horeb a sliġe sléibe Seir go Cádes-barnea.

3. Agus tárla ann sa ċeaṫraċadcaḋ bliaḋan san aonṁaḋ mí déug, ar an ccéadlá don ṁí, gur labhair Maóise re cloinn Israel do réir a nuile ni do labhair an tiġearna ris do aiṫne dóibhsan.

4. Tar éis * Sihon Riġ na Namoraiteach do ṁarbaḋ dó, noċ do áitreib ann Hesbon, agus Og Riġ Básan, noċ do áitreib ann Astaroṫ, ann Edrei.

* Vibhr. 21. 24.

5. Ar an taoibhsi do Iordán a ttír Mhoab, do ṫionnsguin Maóise an dliġeaḋso do ṡoillsiuġaḋ, gá ráḋ,

6. Do labhair an tiġearna ar Ndia riñe ann Hóreb gá ráḋ, do ḟanabhair go lór fad ar a sliabhsa.

7. Filliḋ, agus gluáisiḋ ionbhur sliġe, agus éiriġiḋ go sliab na Namoraiteach, agus don uile (áit) láim ris ann sa réiḋ, ann sna cnocuib, agus ann sa ġleann, agus buḋ ḋeas, agus láim ris an bfairrge, go dúṫaiġ na Gcananiteach, agus go Lebanon, go sruṫ an naḃuinn ṁóir, abhuinn Euphrates.

8. Féuchaiḋ, do ċuir mé an talum as bar gcoiṁe: éiriġiḋ a steaċ, agus sealbhuiġiḋ an fearann do ṁionnuiġ an tiġearna dá bur naiṫribh, * Abraham, Isaac, agus Iácob, do ṫabhairt dóibh, agus dá sliochd na ndiáiġ.

* Gein. 15. 18; & 17. 7.

9. Agus do labhair misi ribhse a nuáirsin, gá ráḋ, ni bfuilimsi cumusaċ ar bur niomċar leam féin am aonar.

10. Do ṁéduiġ an tiġearna bhur Ndia sibhsi, agus féuchaiḋ atáthaoi a niuġ mar réulta niṁe ar iomadamlas.

11. Go ndéanna an tiġearna, Dia bur naiṫreaḋ, sibhsi míle uáir comiomadamhuil is táthaoi, agus go mbeannuiġiḋ sé sib mar do ġeall sé dóib.

12. Cionnus is éidir liomsa amáin bur gcúram diomċar, agus bur nualaċ, agus bur nimreasan?

13. Glacuiḋsi ċugaib daoine criona, agus tuigsionaċa, agus aiṫeanta a measc bur ttreaba, agus do ḋéna misi uachtaráin diob ós bur gcionn.

14. Agus do ḟreagrabhairsi mé, agus a dubhrabhair, an ni do labhair tú is maiṫ dúinne a ḋéanaṁ.

15. Ann sin do ġlac mé toġa bur ttreab, daoine criona glioca agus aiṫeanta, agus do rinneas cinn díob ós bur gcionnsa, caiptiniġ ós cionn míleaḋ, agus caiptiniġ ós cionn céud, agus caiptiniġ ós cionn caogad, agus caiptiniġ ós cionn deiṫneabhar, agus oifiġiḋ a measc bur ttreab.

16. Agus do ċuir mé an tan sin dualaċ ar bur mbreiṫeaṁnuibh, gá ráḋ, Eisdiġ na cúisionna idir bur ndearbhbraiṫreib, agus beiriḋ * breaṫ go ceart idir gaċ aonduine agus a ḋearbhraṫair, agus an coimiḋeaċ bias na ḟochair.

* Eóin 7. 24.

17. * Ni tiubarthaoi meas ar pearsannuib a mbreiṫeaṁnus, aċt éistfiḋe an

* Lebhit. 19. 15. Caib. 16. 19. 1 Sam. 16. 7. Sean-ite 24. 23.

beag

beag mar an mór; ní biaiḋ eagla oruibh re gnúis duine, óir is lé Dia an breitheamhnus: agus an cúis biás rócruaiḋ oruibh, tugaiḋ ċugamsa, agus éistfe me í.

18. Agus do aitin mé ḋíbh a nuáirsin a nuile ní buḋ cóir ḋaoibh a ḋénam.

19. Agus a nuáir do ġluaisiomar as Hóreb, do chúamar tríd an bfásaċ mór uaṫbásaċ uile, noċ do connarcabhair ar sliġe sléibe na Namoriteċh, mar do aitin an tiġearna ar Ndia ḋinn, agus tangamar go Cádes-barnea.

20. Agus a dubhairt misi ribh, tangabhair go sliab na Namoriteach noch do beir an tiġearna ar Ndia ḋúinn.

21. Féuċ, do ċuir an tiġearna ar Ndia an ḋúṫaiġ romhuibh: éiriġiḋ agus selbhuiġiḋ í, mar a dubhairt an tiġearna Dia bhur naiṫreaḋ; ná himeaglaiġiḋ, agus na bíoḋ mímeisneaċ oruibh.

22. Agus tangabhair a ngar ḋamsa, gaċ aon aguibh, agus a dubhrabhair, cuirfeam daoine romhuinn, agus sioṅfuiḋ ḋúinn an ḋúṫaiġ, agus do béaruid scéula ċuguinn cia an tsliġe a gcaitfeam dul súas, agus cia hiaḋ na caiṫreaċa a racam.

• Vibhr. 13. 3.
23. Agus do ṫaitin an glór riomsa go maiṫ, agus do ṫóg mé ḋá fear ḋéug aguibh, * aon as gaċ treib.

• Vibhr. 13. 24.
24. Agus do * filleadar, agus do ċúadar súas ann sa tsliab, agus tangadar go gleann Escol, agus do spíonadar amaċ é.

25. Agus do ġlacadar cuid do ṫoraḋ na tíre ann a láimhuibh, agus tugadar leó a núas ċuguinn é, agus tugadar scéula ċuguinn arís, agus a dubhradar, is maiṫ an talam é noch do beir an tiġearna Dia ḋúinn.

26. Giḋeaḋ níor báill libhsi dul súas, aċ do rinneabhair ceannairc a naġaiḋ aiṫne an tiġearna bhur Ndia.

27. Agus do rinneabhair ítiomráḋ ann bhur lóistinibh, agus a dubhrabhair, do ċionn go raib fuaṫ ag an ttiġearna oruinne thug sé amaċ sinn as críċ na Hégipte, dar ttabhairt a láimhuibh na Namoriteach dar marbaḋ.

28. Cáit a racum súas? do ḋroiċmeisniġeadar ar ndearbráithre ar gcroiḋe, dá ráḋ, is mó agus is áirde na daoine (úḋ) ná sinne, atáid na caiṫreaċa mór agus iad na mballuġadh súas go neam, agus fós do concamar mic * Anacim ann.

• Vibhr. 13. 28.
29. Annsin a dubhairt misi ribh, ná crioṫnuiġiḋ, agus nar ab mó bhias eagla oruibh rompa.

30. Troidfiḋ an tiġearna bhur Ndia ar bhur son, noċ ṫéiḋ romhuibh do réir a nuile neiṫe do rinne ar bhur son san Négipt as coinne bhur súl.

31. Agus annsa bfásaċ mar a bfaca tú cionnus do iomċuir an tiġearna do Dhia tú, mar diomċóraḋ duine a maċ, annsa nuile sliġe dá ndeaċabhair, nó go ttangabhair a steċ don náitsi.

32. Giḋeaḋ annsa nísi níor ċreideabhair an tiġearna bhur Ndia,

• Exod. 13. 21.
33. * Noċ do ċuaiḋ romhuibh annsa tsliġe do ṫoga áite amaċ ḋíbh ann a sguiḋeoċaḋ sibh bhur lóistinigh, a tteinniḋ san oiḋċe do ṫaisbéanaḋ ḋaoibh cia an tsliġe ann a ngéubaḋ sibh, agus a néull san ló.

34. Agus do ċúalaiḋ an tiġearna fuaim bhur mbriaṫar, agus do bí fearg air, agus do mionnuiġ sé, dá ráḋ,

• Vibhr. 14. 29.
35. Go deimhin ní faicfiḋ duine dhiobhsa, an droiċġinealacsa, an ḋúṫaiġ maiṫsi, noċ do mionnuiġ misi do ṫabhairt dá bhur naiṫribh;

36. Aċ amáin Caleb mac Iephunneh do ċífe féision í, agus is ḋósan do bheura mé an tír air ar saltuir sé, agus dá ċloinn, do ċionn gur lean sé go hiomlán an tiġearna.

• Vibhr. 20. 12. & 27. 14. Caib. 3. 26. & 4. 21. & 34.
37. * Mar an gcéadna do bí an tiġearna feargaċ riumsa ar bhur sonsa dhá ráḋh, ní racha tú ann súd a stech.

38. Aċ Iosua mhac Nun, noch sheassas ad lathair rachaiḋh sé ann a steach. Cuir meisneaċ ann: óir do béura sé ar Israel an noiġreaċt do selbhuġaḋ.

39. Os

39. Os a ċionn sin bur ndáoine bega, noch a dubhrabhair a bheiṫ na ccreich, agus bhur cclann ag naċ raibh fios ulc nó maitheasa san ló sin, raċhuid siadsion ann a steach, agus is dóibsion do bēura mē ē, agus sealbóċuid siad ē.

40. Ar an bhur sonsa, filliōh agus ēirġiōh ann bur slighe a stech chum an ḟásaigh a slighe na mara ruáiōe.

41. Annsin do ḟreagrabhairsi, agus a dubrabhar riumsa, * do peacuigh- mar a naġaiō an tighearna, raċhum súas agus troiōfiom do réir a nuile neiṫe do aiṫin an tigerna ar Ndia ōhinn: agus a nuáir do ghabh gach aon aguibh ē féin na arm cogaidh, do bhábhar ullumh chum dul súas annsa cnoc.

• Uibhr. 14. 40.

42. Agus a dubhairt an tighearna riumsa, abair riú, ná héirghidh súas, agus ná troiōidh; óir ni bfuilimsi bhur measc, deagla go mbriseaḋe sibh a latair bur námaō.

43. Mar sin do labhair mē ribh, agus níor éisdebhar rium, ar do ċathuiġebhar a naguiō aiṫne an tigerna, agus do ċhúabhair go hanoóċċusaċ súas san cnoc.

44. Agus tangadar na hamori- tigh, noch do áitreib annsa tsliabhsin, amach ann bhur naghaiō, agus do ru- áigeadar sib mar do niō beich, agus do sgriosadar sib a Seir, go nuige hormah.

45. Agus do filleabhair, agus do ghuileabhair a lathair an ti- ghearna, ar níor éist an tighearna rē bhur nglór, agus ni thug clúas dóib.

46. Mar sin do ḟanabhair ann Cá- des mórán do laeṫibh, do réir na laeṫeō do ḟanabhar ann.

# CAIB. 2.

ANNsin do ḟhilleamar agus do ghluaiseamar don ḟá- saċ a slige na mara ru- áiōe, mar do labhair an ti- gerna riumsa, agus do ṫimċiollamar sliab Seir mórán do laeṫib.

2. Agus do labhair an tigerna ri- omsa, gá ráō,

3. Do ṫimċiollabhair an sliabso lór a ḟad; filliġ buō ṫuáiġ.

4. Agus aiṫinsi don pobal ghá ráō, caitfiōe gabáil trē imiol thire bur ndearbráiṫreaċ, clann Esau, noch áitreabus a Seir, agus biáidh eagla aca rómuib: uime sin bioō ge mhaiṫh aguibsi orraib féin.

5. Ná bennuigiō riú, óir ni thiubhra misi ōóib dá bfearann, ni thiubhraō leithead inntroighe amháin, * do ċionn go ttug mē sliabh Seir do Esau mar seilb.

• Gein. 36. 8.

6. Ceinneoċċaoi biaō úaṫa ar airgeō, ċor go niosṫaoi, agus ciinneoċċaoi fós uisge úaṫa ar airgeō, chor go niobh- ṫaoi.

7. Oir do beannuigh an tigearna do Dhia thusa ann uile oibreach do láime: atá fios bur naistior aige trid an bfásach mórsa: do bhi an tighearna do Dhia an dá ḟiċhid bli- aōanso maille riot, ni raib easbaidh ar biṫ ort.

8. Agus a nuáir do chuamar ṫar ar ndearbráiṫrib, clann Esau, noch do áitribh ann Seir trē slige an réitiġ ó Elat agus ó Hesion-gaber, do fille- mar agus do ċuamar a slige fásaiġ Mhoab.

9. Agus a dubhairt an tighearna riomsa, ná buáiōhrigh ná Moabitiġ agus na déanuig imreasan riú a gcath, óir ni thiubhra misi ōhóibh dá bhfearann mar sheilbh, do chionn go ttug mē Ar do chloinn Lot mar seilb.

10. Do áitreḃadar na Hemimiġ an
sin a nallúd, daoine móra lionmara
árrasa mar na Hanacimiġ;
11. Noċ ar a raiḃ mar an ccéadna
meas aiteċ, do nós na Nanacimeċ, as
Emimiġ ġoirid na Moabitiġ ḋíoḃ.
* Gen. 36. 20. 12. Do áitreḃadar na * Horimiġ
mar an gcéadna a Seir san naimsir
roiṁe, as is iad ċlann Esau ṫáinic
na ndiaiġ a núġ do ḋíbreadar as
a raḋarc iad, agus do áitreḃadar
na náit, mar do ni Israel re ḋúṫaiġ a
a seilḃe, noċ ṫug an tiġearna ḋóiḃ.
13. Anois éirġid suas, arsa mi-
* Vibhr. 21. 12. si, agus téiġid tar * aḃainn Sered: a-
gus do ċuamar ṫar aḃainn Sered.
14. Agus na laeṫe iona ttanga-
mar ó Chades-barnea nó go ndeċamar
tar aḃainn Sered ba hoċ mbliaḋna
déug ar fiċċid iad, nó gur leaga-
dar a nuile ġeinealaċ don luċt cogaiḋ
a measc an tsluaiġ, mar do ṁionnuiġ an
tiġearna ḋóiḃ.
15. Oir go deiṁin do ḃí láṁ an ti-
ġearna na naġaiḋ dá sgrios as measc an
tsluaiġ nó gur dioġbáiḋeaḋ iad.
16. Marsin ṫáinic a ccriċ a nuáir
do dioġbáiḋeaḋ an luċt cogaiḋ uile, agus
do éugadar ó ḃeiṫ a measc an poḃail,
17. Gur laḃair an tiġearna riomsa,
dá ráḋ.
18. Raċaiḋ tú anonn tré Ar, ansa
ló a niuġ a tteórainn Mhóab.
19. Agus a nuáir ṫiocfas tú a
bfogus ṫall as coiṁe ċloiṁe Ammon,
ná buaiḋriġ iad, agus ná bearraiḋ riú;
óir ni ṫiuḃra misi sealḃ ar biṫ ḋóiḃ do
ḋúṫaiġ ċloiṁe Ammon; óir ṫug mé do
ċloinn Lot i mar ṡeilḃ:
20. Do measaḋ mar an gcéadna gur
ḋúṫaiġ aiteċ sin, aitiġ do áitreaḃ
ansin san tsean aimsir, agus do
ġoirdis na Hammonitiġ Samsummimiġ
ḋíoḃ.
21. Daoine móra lionmara árrasa
mar na Hanacimiġ: as do sgrios an
tiġearna iad rompa, agus tangadar-
san na ndiaiġ, agus do áitreḃadar
na nionad.
22. Mar do riṅe sé ré cloinn Esau,
noċ do áitreiḃ an Seir, a nuáir do
sgrios sé na Horimiġ rompa, agus
tangadarsan na ndiaiġ, agus do
áitreḃadar na náit gus a niuġ.
23. Agus na Habimiġ, noċ do
ċoṁnuiġ an Hasenim go nuige Assah,
do ḋíbreadar na Caphtorimiġ iadsin,
noċ ṫáinic amaċ as Captor, agus do
áitreḃadar na nionad.
24. Eiriġsi suas, gluáisiġ an bur
tturus, agus imṫiġiḋ a nonn tar a na-
ḃainn Arnon: féuċ, ṫug mé ad láiṁ Sihon
an Tamoriteċ Riġ Hesbon agus a ḋú-
ṫaiġ: tionnscain a sealḃuġaḋ, agus
troid ris a ccaṫ.
25. A niuġ toiseoċus misi ar uaṁ-
an agus eagla romadsa do ċur ar a
bfuil fá neiṁ uile, noċ ċluinfeas
túarusgbáil orrsa, agus criotno-
ċuiḋ, agus béid a ndoilġios ar hea-
glasa.
26. Agus do ċuir mé teaċta amaċ,
as fásaċ Cedemot, go Sihon Righ
Hesbon lé briaṫraiḃ siotċána, dá
ráḋ.
27. * Léig ḋamsa gabáil triḋ do * Vibhr. 21. 21, 22.
ḋúṫaiġ: imeoċa mé romam ansa tsli-
ġe móir, agus ni iontóca mé ar an
láiṁ ḋeis nó ar an láiṁ ċlé.
28. Reacfaiḋ tú biaḋ riom ar air-
gioḋ, go niṫe mé, agus do ḃéura tú
ḋam uisge ar airgiod go nólfa mé: a-
ṁáin siuḃolaiġ mé romum dom ċossaiḃ.
29. Mar do riṅeadar rium clann E-
sau noċ áitreḃus a Seir, agus na
Moabitiġ noċ áitreḃus an Ar, nó go
ndeaċaiḋ mé anonn tar Iordan don ḋú-
ṫaiġ do ḃeir an tiġearna ar Ndia
ḋuinn.
30. As níor áill lé Sihon Riġ Hes-
bon léigean ḋuinn gabáil ṫairis: óir do
cruáḋuiġ an tiġearna bur Ndiasa a
spioraḋ, agus do riṅe ré a ċroiḋe
gruṁal, cor go sgcóḋaḋ sé ad láiṁse
é, [mar as follus] a niuġ.
31. Agus a duḃairt an tiġearna
riumsa: féuċ do ṫosuiġ mé ar Sihon
agus ar a ḋúṫaiġ do ċur romad:
tosuiġsi a sealḃuġaḋ go madh leat a ḋú-
ṫaiġ a noiġreaċt.

32. Ansin

32. Annsin ṫáinic * Sihon amaċ ar naġaiḋ, é féin agus a ḋaoine uile do ṫroid ag Iasas.

33. Agus do ṡeaċaid an tiġerna ar Ndia roimhainn é, agus do buáilemar é féin agus a ċlann, agus a ḋaoine uile.

34. Agus do ġabamar a ċaiṫreaċa uile fa namsin, agus do buailemar ṫrid amaċ na daoine agus a cclann beag ann gaċ aon ċaṫraiġ, níor ḟágbamar áon na beaṫaiġ.

35. Amháin do ṫógbamar a náirnéis ċugainn féin mar ċreiċ, agus eadáil na ccaiṫreaċ noċ do ġabamar.

36. O Aroer, noċ atá ar bruaċ na habann Arnon, agus ón ċaṫraiġ atá láim ris an nabhainn go nuige Gilead, ni raib aon ċaṫair amáin ró láidir dúinn, do ṡeaċaid an tiġerna ar Ndia dúinn uile iad.

37. Amháin go dúṫaiġ ċloinne Ammon ni ṫangabamar, nó go hionáit don nabhainn Iabboc, nó do na caiṫreachaibh ann sna sléibtib, nó go hionáit dar ṫoirmisg an tiġerna ar Ndia orrainn.

## CAIB. 3.



Annsin do iontoiġemar, agus ṫáinic * Og Riġ Básan amaċ ar naġaiḋ, é féin agus a ḋaoine uile ċum caṫa, ag Edrei.

* Vibhr. 21. 33, &c. Caib. 29. 7.

2. Agus a dubairt an tiġerna riomsa, ná bioḋ eagla ort roime; óir do ḃéara misi é féin agus a ḋaoine uile, agus a ḋúṫaiġ ad láim, agus do ḋéana tú ris mar do rinne tú ré * Sihon Riġ na Namoriteach, noċ do áitriḃ an Hesbon.

*Vibhr.21.24.

3. Mar sin tug an tiġerna ar Ndia ann ar lámhaib mar an gcedna * Og Riġ Básan, agus a ḋaoine uile, agus do buáileamar é go nár fágbaḋ áon duine beo aige.

*Vibhr.21.33.

4. Agus do ġabamar a ċaiṫreaċa uile an tansin; ni raiḃ caṫair aca naċ ar bainemar díob: trí ficṫid caṫair, tír Argob uile, rioġaċt Og a mBasan.

5. Do cumdaiġeaḋ na caiṫreaċa uile le ballaiġib árda, lé geaṫaib agus lé barraib, taob amuiġ do mórán mór do bailtib gan balla.

6. Agus do sgriosamar ṫrid amaċ uile iad, mar do rinnemar re Sihon Riġ Hesbon, ag sgrios go hiomlán na bfear, na mban agus na leanam an gaċ aonċaṫair.

7. Aċt do ġlacamar mar ċreiċ dúinn féin a náirnéis uile, agus éadáil na gcaiṫreaċ.

8. Agus do bainemar a nuáir sin amaċ as láim dá Riġ na Namoriteach an dúṫaiġ do bí don taoibsi do Iordan, ó abhainn Arnon go sliab Hermon.

9. An Hermonsin as de goirid na Sidonianaiġ Sirion: agus goirid na hamoritiġ Senir de.

10. Caiṫreaċa an réitiġ uile agus Gilead uile, agus Básan uile go Salcah agus Edrei, caiṫreaċa do rioġaċt Og a mBasan.

11. Oir do bé Og Riġ Basan amáin do ṁaireaḋ dfuiġioll na naiṫeach; féuch do bí a leaba na hiarann: naċ bfuil sí a Rabbaṫ ċloinne Ammon? naoi ccubaid do bí na faḋ, agus ceiṫre cubaid na leiṫeaḋ do réir ċubaḋ fir.

12. Agus tug misi an dúṫaiġsi, noċ do ṡealbuiġeamar a nuáir sin, ó Aroer, noċ atá láim ris a nabhainn Arnon, agus leaṫ sléibe * Gilead agus a ccaiṫreaċa sin do na Reubenitib, agus do na Gaditib.

• Vibhr. 32. 33. Jos.13.8.

13. Agus tug mé an ċuid oile do Ghilead, agus Basan uile gioḋ rioġaċt Og, do leiṫ treibe Manasseh; rioġaċt Argob uile maille re Basan uile, noċ dá ngoirṫí dúṫaiġ na naiṫeaċ.

14. Do ġlac Iair mac Manasseh tír Argob uile go himlib Gesuri agus Maacaṫi; agus do goir díob do réir a ainma féin * Basan-Haboṫ-Iair gus a niuġ.

•Vibh.32 42.

15. Agus tug mé Gilead do Mhá-
chir.
16. Agus tug mé ó Ghilead go
srut Arnon do na Reubenitibh agus
do na Gaditibh, leith an gleanna, agus
an timiol ⁊ fad go srut Iabboc, noch is
teóra do chloinn Ammon:
17. An réiteach fós, agus Iordan
agus an teóra ó Chinnereth go nuige
fairrge an réitigh, a bhfairrge saillte, fói
Asdot-Pisgah taobh soir.
18. Agus do aithin misi dáoibh a
nuáirsin, dá rádh, tug an tighearna
bhur Ndia an fearannsa dáoibh dá sealbu-
ghadh: * rachtaói taris armtha a lathair
bhur ndearbhráithreach, clann Israel, a nuile
dhuine dá bhfuil iomchubaidh chum an
chogaidh.
19. Achd fanfaid bhur mná agus bhur
cclann beag agus bhur náirnéis ann bhur
gcaithreachaibh, noch tug misi dáoibh (óir
atá a fhios agum go bhfuil iomad áir-
néis agaibh;)
20. Nó go ttugaidh an tighearna
suáimhneas dá bhur ndearbhráithribh com-
maith agus dáoibhsi, agus nó go seal-
bhuighid siad mar an gcéadna an fearann
tug an tighearna bhur Ndia dóibh taobh
thall do Iordan; agus annsin * fill-
fidhe, gach aon duine agaibh chum a sheilbe,
noch tug misi dáoibh.
21. * Agus do aithin misi a nuáir-
sin do Iosua, ga rádh, do chonnca-
dar do shúile gach ní dá ndéarna an
tighearna do Dhia ris an dá Rígh se:
mar sin déunas an tighearna ris gach
uile ríoghacht a ngéaba tusa.
22. Ní biáidh eagla oraibh rompa:
óir troidfidh an tighearna bhur Ndia ar
bhur son.
23. Agus do ghuidh misi an tighear-
na fá namsin, gá rádh,
24. A thighearna Dia, do thosuighis
ar do mhórdhacht, agus do láimh chumas-
aigh do thaisbenadh dod sheirbhfoghantaigh;
óir cia an Dia ar neamh nó ar talamh
féudas a dhéanamh do réir hoibreachsa,
agus do réir do neirt?
25. Guidhim thú, léig dam dul anonn
dfeachain a nfearainn maith atá taobh
thall do Iordan, an sliabh maith sin,
agus Lebanon.
26. Achd do bhí an tighearna * feargach
riomsa ar bhur sonsa, agus níor bháill
leis méisdeacht: agus a dubhairt an ti-
ghearna riom, go madh lór dhuit sin,
ná labhair ní is mó rium fá nadhbhar-
sa.
27. Eirigh suas go mullach an
chnoic, agus tóg suas do shúile leith
siar, agus leith tuáigh, leath shoir
agus leith teas: agus féuch é léd shúi-
libh, óir ní racha tú tar an Iordanso
anonn.
28. Achd aithin do Iosua, agus treaguir
meisnigh é, agus neartaigh é, óir ra-
chaidh seision anonn roimhe na daoinibhsi,
agus do bhéura sé orra an dúthaigh
do shealbhughadh a noighreacht, noch do chífe
tusa.
29. Mar sin do chommnaigheamar san
ngleann thall as coinne Bhet-Peor.

---

# Caib. 4.

ANois ar a nadbharsin éistigh,
ó a Israel, ris na reachtaibh
agus ris breitheamhnusaibh
noch do mhúinim mé dáoibh chum
a ndéanta chor go mairfidhe, agus go rach-
taói a steach, agus go sealbhuightaói an
dúthaigh do beir an tighearna Dia bhur
naithreadh dáoibh.
2. Ní chuirfidhe a gcionn an ffocail
aitheanus misi dhíbh, ní mó laighdeochtaói
éinni de, chor go gcoimhéadfaidhe aithean-
ta an tighearna bhur Ndia, noch aith-
nighimsi dhíbh.
3. Do chonncadar bhur súile féin
cred do rinne an tighearna a ttaobh
Bhaal-Peor: óir a nuile dhuine dar
lean * Baal-Peor do sgrios an tighear-
na bhur Ndia as bhur measc iad.
4. Achd sibhsi, noch do ghreamaigh don
tighearna bhur Ndia, atátaói beó gach
aon duine agaibh a niugh.

5. Féuchaidh,

* Uibhr. 32. 20.
* Ios. 22. 4.
* Uibhr. 27. 18.
* Uibhr. 20. 12. Caib. 1. 37.
* Caib. 12. 32. Ios. 1. 7. Seanráite 30. 6. Taisbéan 22. 18.
* Uibhr. 25. 4. &c.

5. Féuchaidh, do mhúin mé dhóibh reachta, agus breitheamhnuis do réir mar do aithin an tighearna mo Dhia dhiom, ionnus ga ndéuntaoisi sin annsa tír a bhfuilti ag dul dá sealbhughadh.

6. Coimhéudaidh uime sin, agus déanaidh [iad], óir is i so bhur ccríonnacht agus bhur ttuigsin a radharc na gcineadhach, noch chluinfeas na statuideisi uile, agus a déarfa, go deimhin is daoine críonna agus tuigseacha an cineadh mórsa.

7. Oir cia he an cineadh atá comhmór sin, á bhfuil Dia comhfhogus sin dóibh, mar tá an tighearna ar Ndiane annsna huile neithibh a ngoirmid air?

8. Agus cia an cineadh comhmór sin agá bhfuilid reachta agus breitheamhnuis coimhcheart ris an dlighe dhso uile, noch órduighimsi dhóibh a niugh.

9. Amháin tabhair aire dhuit féin, agus coiméud hanam go dúthrachtach, deagla go ndearmadfá na neithe do chonnairc do shúile, agus deagla go scarfaidis ré do chroidhe uile laéthe adh do bheatha: acht múin dod mhacaibh iad, agus do mhacaibh do mhac.

10. (Go háirighe) an lá do sheas tú a bhfiadhnaisi an tighearna do Dhia, ann Hóreb, a nuáir a dubhairt an tighearna riumsa, cruinnigh chugam na daoine a bhfochair a chéile, agus do bhéara mé orra mo bhriathra do chloisdin, chor go bhfoghlamaid eagla do bheith aca romham ar feadh laéthe adh a saoghail ar an ttalamh, agus chor go múinfid a cclann.

11. Agus tangabhairsi a bhfogus, agus do sheasabhair faoi an tsliabh, agus do * las an sliabh lé teinidh go nuige lár nimhe le dorchadas, le néulluibh agus lé ceó.

*Exod.19.18.

12. Agus do labhair an tighearna ribh as lár na tineadh: do chualabhair fuáim na mbriathar, acht ní fhacabhair samhlughadh ar bith, acht amháin go ccualabhair guth.

13. Agus do foillsigh sé dóibh a chunnradh, noch do aithin sé dhibh do chomhlíonadh, eadhon deich naitheanta, agus do sgriobh sé iad a ndá chlár chloiche.

14. Agus do aithin an tighearna dhiomsa a nuáirsin reachta do mhúnadh dóibh agus breitheamhnuis, chor go ndéantaoi iad annsa dúthaidh a rachtaoi a nunn dá sealbhughadh.

15. Tugaidhsi ar a naobharsin aire mhaith dóibh féin: óir ní fhacabhair gné ar bith samhluighthe an lá do labhair an tighearna ribh an Hóreb amach as lár na teineadh.

16. Deagla go ttruaillfidhthigh sibh féin, agus go ndéanaidh sibh iomháigh ghrabhálta, cosamhlacht fioraighe ar bith, cosamhlacht fir nó mná,

17. Cosamhlacht beathaigh dá bhfuil ar an ttalamh, cosamhlacht eóin air bith sciathánaigh, noch eitiollus san naier,

18. Cosamhlacht neithe dá ngluáiseann ar an dtalamh, cosamhlacht éisc ar bith dá bhfuil ann sna huisgeadhaibh faoi an dtalamh.

19. Agus deagla go ttógfeá do shúile suas chum nimhe a nuáir do chifeá an ghrian agus an ghealach, agus na réulta, sluagh nimhe uile, go ttairreongthaoi tú chum a nadharta agus do dhéanamh seirbhise dóibh, noch do roinn an tighearna do Dhia ris a nuile chineadh faoi neamh uile.

20. Ach do ghlac an tighearna sibhsi, agus thug amach sibh as an bhfuirnéis iaruinn, amach as an Négipt, go mbeith sibh mar phobal oighreachta aige féin mar atáthaoi a niugh.

21. Os a chionn sin do bhí an tighearna feargach riumsa ar bhur sonsa, agus do mhionnaigh sé nach rachfuinn anonn tar Iordan, agus nach rachfuinn a steach don dúthaigh mhaithsin, noch do bheir an tighearna do Dhia duitsi mar oighreacht.

22. Ach caithfidh misi bás dfaghail annsa tírsi, caithfidh mé gan dul anonn tar Iordan: ach rachthaoisi anonn, agus sealbhochaidhe an fearann maithsin.

 23. Tugaidh

23. Tugaiḋ bur ngé dhibh féin
deagla go ndearmadadh sib cuṁradh
an tiġerna bur Ndia, noch ho rinne
sé ribh, agus go ndéanaḋ sib ḋíbh féin
iomáiġe ġrabálta, nó cosamlaċ éin-
neiṫe dár ṫoirmisc an tiġerna bur
Ndia oruibh.

* Caib. 9. 3. Eabhr. 12. 29.

24. Oir is * teine ḋíoġbálaċ an
tiġerna bur Ndia, Dia éḋmar.

25. A nuáir ġeinfeas tú clann agus
clann cloinne, agus fanfuidhe a bfad
annsa dúṫaiġ agus truaillfiġiḋ sib
féin, agus do ḋéantaoi iomáiġ ġrabh-
álta dhíb féin, nó cosamlaċ neiṫe ar
biṫ, agus do ḋéantaoi olc a bfiadhnui-
si an tiġerna bur Ndia dá brosdu-
gaḋ ċum feirge:

26. Goirimsi neaṁ agus talumh
bfiaḋnuisi bur naghaidh a niugh go
sgriosfuiḋer sib go haiṫġearr tríd
amaċ as an ndúṫaiġ ann a bfuiltí ag
dul anonn tar Iordan dá sealbughadh:
ní ḟaidheolaoi bur laéthe innte, aċ
sgriosfuiḋer sib go huiliḋe.

27. Agus sgaipfiḋ an tiġerna
sib a measc na gcineaḋaċ, agus fuig-
fighear sib beg a nuibhir a measc na
ngeinteadh mar a mbéuruidh an ti-
ġerna sib.

28. Agus annsin do ḋéantaoi ser-
bhis do Dhéeiḃ oibriġṫa láṁ ḋaoine, do
ċrann agus ċloiċ, nach bfaiceann fós,
agus nach ccluinneann, naċ iṫeann agus
naċ boltanuiġeann.

29. Aċ má ġuiḋeann tú an tiġerna
do Dhia as sin, do ġeba tú é, má
iarrann tú od uile ċroiḋe, agus od uile
anam é.

30. A nuáir bias tú a mbuaidh-
readh, agus tiocfas na neiṫesi uile
ort, eadhon annsna laéṫiḃ deiġeanacha,
má ḟilleann tú chum an tiġearna do
Dhia, agus go mbia tú umhal dá
ḟocal:

31. (Oir an tiġearna do Dhia as
Dia grásamhuil é) ní ṫréigfe sé thú,
agus ní sgriosfa sé thú, agus ní
mó dearmadfaidh sé cuṁradh haith-
readh, noch do mhionnuigh sé dóibh.

32. Oir fiafruighe a nois ó na
laéthibh do chuáidh ṫort, noch do
bí romhad, ón ló fár ċruṫaigh Dia
an duine ar an ttalumh, agus [fi-
afruigh] ón ttaoibh go chéile do
flaitheamhnus, an raibh leithéid an
neithe móirsi, nó ar chlos a lei-
théid?

33. An ccúaladar daoine riamh
guth Dé ag labhairt amach as lár
na teineadh, mar do ċúala tusa, agus
é mairsinn?

34. Nó ar ghabh Dia a láimh
imtheaċ agus cineaḋ do ghlacadh
chuige as lár cinidh eile, lé caṫui-
ghibh, lé comharthuibh, agus lé
hiongantuibh, agus lé cogadh, agus
lé láimh láidir, lé láimh sínte amaċ,
agus lé húathbhásuibh móra, do réir
a nuile neiṫe dá ndeárna an tighear-
na bhur Ndia ribhsi san Négipt as
coinne do súl.

35. Dhaoibhsi do taisbeanadh é,
ċor go mbia a fios agaibh gur bé an
tiġerna is Dia ann, agus nach bfuil
Dia ann aċ é.

36. As flaiṫeamnus ṫug sé ort
a ġuṫ do ċluinsin, ċor go tteigeosgaḋ
sé tú: agus ar an ttalum do
ṫaisbéin sé a teine ṁór duit, agus
do ċúalaiḋ tú a bríaṫra amaċ as lár
na teineḋ.

37. Agus do bríġ gur ġráḋuiġ
sé haiṫre, uime sin do ṫóg sé a síol
na ndiáiġ, agus ṫug se tusa amaċ a
laṫaiġ lé na ċumhachtuiḃ neartmara as an
Négipt:

38. Do dhíbirt cineaḋaċ romad a-
mach fá mó agus fá láidre ná thú
féin, dod thabhairtsi a steaċ chum
a bhfearannsan, dá thabhairt dhuit
mar oighreaċ, mar atá sé niuġ.

39. Bíodh a fhios agad a niuġ
ar a nadhbharsin, agus meas é ann
do chroidhe, gur bé an tighearna as
Dia a bflaitheamhnus shuas, agus
ar an ttalumh shíos: ní bfuil éindia
oile ann.

40. Coimhéda tú ar a nadhbhar-
sin a statuide agus a aitheanta,
noch aithnighimsi dhiot a niugh,
chor

chor go rachaidh sé go maith dhuit
agus dod chloinn ad dhiáigh: agus go
bfadaighe tú do laéthe ar an ttalamh
noch do beir an tighearna do Dhia dhuit
go brát.
41. Ansin do órdaigh Maóise trí
caithreacha ar an dtaobh si do Iordan
leth ré héirghe gréine:
42. Lé bfeadfadh an marbthach
teitheamh ionta, noch do marbfeadh
a chomarsa gan fios dó féin, agus
nach raibh fuáth aige ar ansa naimsir
do chuáidh thort; agus ar tteit-
eamh go cathraigh dhiobh go bfédadh
mairthin.
* Jos. 20. 8. 43. Eadhon * Beser ansa bfásach
a ttír réigh na Reubeniteach; agus
Rámot an Gilead na Ngaditeach, a-
gus Golan an Basan na Manassi-
teach.
44. Agus sé so an dligheadh do
chuir Maóise síos do chloinn Israel.
45. Siadso na fiadhnuisighe, agus
na reachta, agus na breitheamhnuis, noch
do labhair Maóise ré cloinn Israel tar
éis teacht amach as an Négipt;
46. Don taoibh si do Iordan ansa
ghleann as coinne Bheth-Peor a ttír Shi-
hon Righ na Namoriteach, noch do
* Uibhr. 21. 24 Caib. 1. 4. áitigh an Hesbon, noch do * buáil
Maóise agus clann Israel tar éis teacht
amach as an Négipt:
47. Agus do sealbhaigheadar a dú-
Uibhr. 21. 33. Caib. 3. 3. thaigh, agus dúthaigh * Og Righ Basan,
dá Righ na Namoriteach, noch do bí ar
an ttaoibh si do Iordan leth re héirghe
na gréine;
48. O Aroer, noch atá láimh re
bruách na habhann Arnon, go nuige sliab
Sion ré ráidtear Hermon,
49. Agus an réiteach uile don
taoibh si do Iordan, leth soir, eadhon go
* Caib. 3. 17. nuige an bfairrge, don réitigh fái * toib-
reachaibh Pisgah.

## CAIB. 5.

AGus do ghoir Maóise Isra-
el uile, agus a dubhairt riú,
Éist Israel ris na sta-
tuide agus na breitheamh-
nuis, noch labhruimsi ann bhur
ccluasaibh a niugh, go bfoghlumthaoi a-
gus go ccoimhédthaoi iad.
2. Do rinne an * tighearna ar Ndia * Exod. 19. 5.
cunnradh rinn an Horeb.
3. Ní dearna an tighearna an cun-
nradhso ler naithribh amháin, as rinne, eadhon
rinne uile, noch atá beó ansa a niugh.
4. Do labhair an tighearna ribh aghaidh
ar aghaidh ansa tsliab, amach as lár
na teineadh.
5. (Do sheas misi idir an tighearna
agus sibhsi an tansin, do thaisbéanadh
breithre an tighearna dhibh: óir do bhí
eagla oraibh do bhrígh na teineadh, agus ní
dheachabhair suas ansa tsliabh) dhá
rádh,
6. Is * misi an tighearna do Dhia * Exod. 20. 2. &c. Lebhit.
noch tug amach tú as crich na Hégipte, 26. 1. Psal.
as tigh na daoirsi. 81. 10.
7. Ní bia Dia ar bith oile agad am
láthairsi.
8. Ní dhéana tú duit féin iomháigh
ar bith ghrabálta, nó cosamhlacht neithe
ar bith dá bfuil a bflaitheamhnus shuas,
nó dá bfuil san talamh síos, nó dá
bfuil annsna huisgedhibh faói an ta-
lumh.
9. Ní chromfa tú thú féin síos
dóibh, ní dhéana tú seirbhís dóibh: * óir * Exod. 34. 7.
misi an tighearna do Dhia is Dia éud-
mhar mé, agus ciontha na naithreadh
ar an gcloinn go nuige an treas, agus
an ceathramhadh glún, don méid fuathaigh-
eas mé.
10. * Agus taisbénas trócaire do * Jer. 32. 18.
miltibh don lucht ghráduigheas mé, agus
coimhédas mairthenta.
11. Ní tiubhra tú ainm an tighearna
do Dhé go díomhaoin: óir ní mheas-
faidh an tighearna neimhchiontach an
té

tē bheir a ainm go diomhaóin.

12. Coimēid lá na Sábóide dá naomhadh, mar do aithin an tighearna do Dhia dhiot.

13. Sē lá oibreochus tú, agus déanas tú hobair uile:

14. Ach an seachtmhadh lá sē * Sábóid an tighearna do Dhē ē: ni déana tú obair ar bith ann, tú fēin nó do mhac, nó hinghean nó hóglach, nó do bhanóglach, do dhamh nó hassal, nó aon dod áirnēis, nó an coimhidheach atá triod a stigh dod dhoirsibh: go madh fēidir led óglach agus led bhanóglaich suaimhneas do ghlacadh mar tú fēin.

*Gein. 2. 2. Eabhr. 4. 4.*

15. Agus cuimhnigh go raibh tú fēin ad sheirbhíseach a ccrích na Hēgipte, agus go ttug an tighearna do Dhia amach as sin tú lē láimh láidir agus lē láimh sínte amach; uime sin do aithin an tighearna do Dhia dhiot an tSábóid do choimhēud.

16. Tabhair onóir dod athair agus dod mháthair mar do aithin an tighearna do Dhia dhiot; chor go bfaideochthaoi do laéthe agus go rachadh go maith dhuit ann sa dúthaigh noch do bheir an tighearna do Dhia dhuit.

17. * Ni déana tú dúnmharbhadh.

*Math. 5. 21.*

18. * Ni déana tú adhaltranas.

*Lúc. 18. 20.*

19. * Ni déana tú goid.

*Rómh. 13. 9.*

20. Ni déana tú fiadhnuise brēige a naghaidh do chomharsan.

21. * Ni saintheocha tú bean do chomharsan, ni mó saintheochus tú tigh do chomharsan, a fhearann, nó a óglach, nó a bhanóglach, a dhamh nó a assal, nó ēinni is lē do chomharsain.

*Rómh. 7. 7.*

22. Do labhair an tighearna na briathrasa re bhur ccoimhthionól uile ann sa tsliabh amach as lár na teineadh, an nēill, agus an dorchadhuis tiugh, rē guth mór, agus nior chuir ni is mó leis, agus do sgríobh iad an dá chlár chloiche agus tug damhsa iad.

23. Agus tárla a nuáir do chualabhairsi an guth amach as lár an dorchaduis (óir do las an sliabh lē teinidh) go ttangabhair láimh riumsa, cinn bhur ttreabh agus bhur sinnsir.

24. Agus a dubhrabhair, feuch do thaisbēin an tighearna ar Ndia a ghlóir dhúinn agus a mhórdhacht, agus * do chualamar a ghuth amach as lár na teineadh: do chonncamar a niugh go labhrann Dia rē duine, agus go mairionn sē.

*Exod. 19. 19. Caib. 4. 33.*

25. Anois ar a nadhbharsin creud fá bfuighmidne bás? óir loisgfidh an teine mhórsa sinn, má chluinmid guth an tighearna ar Ndia, ni is mó, annsin do gheabham bás.

26. Oir cia atá ann, do na huile fheóil noch do chualaidh guth Dē bhí, ag labhairt amach as lár na teineadh, mar do chualamairne, agus mhair?

27. Eirighsi a bfogus, agus ēist re gach ni dá naibeóra an tigheárna ar Ndia, agus labhairsi rinne a nuile ni dēaras an tighearna ar Ndia riot, agus * ēistfiumne, agus do dhēanum ē.

*Exod. 20. 19.*

28. Agus do chualaidh an tigheárna fogar bhur mbriathar a nuáir do labhrabhair riomsa, agus a dubhairt an tighearna riomh; do chualaidh mē fuaim briathar na muintire si, noch do labhradar riotsa, is maith a dubhradar a nuile ni dár labhradar.

29. O, gan a leithēid sin do chroidhe ionnta go mbiadh eagla sa orra, agus go gcoimēadaidis maitheanta a ccomhnuidhe, chor go mbiaidh sē go maith dóibh, agus agá cclainn go bráth.

30. Eirigh, abair riú, eirghidhe dá bhur lóistinibh a ris.

31. Ach ar do sonsa, seas am fochairsi annso, agus laibheóra mē riot na haitheanta uile agus na statuide agus na breitheamhnuis, noch do theagóscus tú dhóibh, chor go ndēanuid iad ann sa dúthaigh do bhēra misi dóibh re sealbhughadh.

32. Do bhearthaoi dá bhur naire ar a nadhbharsin go ndeárnthaoi mar do aithin an tigheárna bhur Ndia dhibh: ni chasfuidhe a leattaoibh ar bhur láimh dheis nó chlē.

33. Siubhólfaoi ann sna huile slighthibh dar aithin an tighearna bhur Ndia dhibh, chor go mairfidhe agus go mbeitheadh go

go maiṫ agad, agus go bḟáideocṫaoi
bur laeṫe ann sa dúṫaiġ noċ sealboch-
ṫaoi.

---

CAIB. 6.

ANnois is iad so na haiṫeanta, na reaċta, agus na
breiṫeamhnais, do aiṫin an
tiġearna bur nDia do ṫea-
gasg dhibh, ċor go ndéantaoi iad ann-
sa bḟearann, a bḟuiltí ag dul dá sealbu-
ġadh.

2. Ionnus go mbia eagla an tiġearna
do Dhia ort, agus go ccoiméudfá
a reaċta uile agus a aiṫeanta, noċ fú-
agruimsi ort, tú féin agus do ċlann,
agus clann do ċloinne ar feadh do saó-
ġuil; ionnus go bḟaideocṫaoi do laeṫe.

3. Eist ar a nadhbharsin, a Israel,
agus tabhair haire sin do déanamh, ċor
go mbeiṫear go maiṫ agad, agus go
lionfa tú go hiomarcaċ, mar do ġeall
an tiġearna Dia haiṫreaḋ duit, annsa
tír ann a bḟuil tuile bainne agus meala.

4. Eist, ó a Israel, an tiġearna ar
nDiane is éintiġearna amháin é.

* Caib. 10. 12. Math. 22. 37. Marc. 12. 30.

5. Agus * gráḋoċuiḋ tú an ti-
ġearna do Dhia réd ċroiḋe uile, agus
réd anam uile, agus réd ċumasuibh
uile.

* Lúc. 10. 27. Caib. 11, 18.

6. Agus * béid na briaṫraso aiṫ-
niġimsi dhiot a muġ ann do ċroiḋe.

7. Agus múinfiḋ tú go dúṫraċtach
dod ċloinn iad, agus laibheóruidh tú
orra a nuáir ṡuiḋfeas tú ann do tigh,
agus a nuáir ṡiubólas tú an tsliġe,
agus a nuáir luiḋfeas tú sios, agus
a nuáir éireoċus tú suas.

8. Agus ceangola tú iad mar ċom-
arṫa ar do láimh, agus béid amhuil
édanána idir do ṡúilib.

9. Agus sgriobṫa tú iad ar ṗos-
tuiġib do tiġe, agus ar do doirsib.

10. Agus is amhla bias a nuáir
béurus an tiġearna do Dhia tú don
dúṫaiġ noċ do ṁionnuiġ dod aiṫrib, do
Abraham, do Isaac, agus do Iácob,
go ttiubhradh duit caiṫreacha móra
maiṫe, nach tú féin do ċuir suas;

11. Agus tiġṫe lán do na huile
neiṫib maiṫe, naċ tú féin do lion,
agus toibreaċa toċalta naċ tú féin
do ṫoċuilt, fíneamhna agus croinn ola
naċ tú féin do ṗlannduiġ, * a nuáir * Caib, 8. 10, &c.
iosas tú biaḋ agus bhias tú lán;

12. Annsin tabhair haire deagla go
ndearmadfá an tiġearna, noch thug
amaċ ṫú as crić na hÉgipte ó thiġ
na ddaoirsi.

13. Biaidh eagla an * tighearna * Caib. 10. 12, 20. & 13. 4.
do Dhia ort, agus do dhéana tú
seirbhis dó, agus mionnoċaiḋ tú ann
ainmsion.

14. Ni leanfa tú Dée ar biṫ oile
do Dhéeib na ndaoine atá fá ccuáirt
bur dtimċioll.

15. (Oir an tiġearna do Dhia, is
Dia éadmhar bur measg é) deagla go
lasfaḋ fearg an tiġearna do Dhia ad
aġuiḋ, agus go sgriosfaḋ ṫú ó dhruim
na talmhan.

16. Ni * ċuirfe tú caṫuġaḋ ar an * Math. 4. 7.
ttiġearna do Dhia, * mar do chuir tú * Exod. 17. 2.
air a Massah.

17. Coiméad go dithchiollaċ ai-
ṫeanta an tiġearna do Dhia, agus a
ḟiaḋnuisiġ agus a reaċta, noċ do aiṫin
sé dhiot.

18. Agus do dhéna tú an ni is
direaċ agus is maiṫ a radharc an
tigheàrna, chor go mbeithear go
maith agad, agus go bḟéadfa tú
dul a steaċ, agus an fearann maiṫ do
ṡealbuġaḋ, noċ do ṁionnaiḋ an tiġearna
dod aiṫrib.

19. Agus teilgfe sé amach do
naimhde uile romad, mar do labhair an
tiġearna.

20. Agus a nuáir fhiafrochus
do mhac dhiot annsa naimsir atá ag
teaċt ghá rádh, créd is ciall do
na fiadhnuisibh agus do na reach-
tuibh agus do na breaitheamhnusuib,
noch do aithin an tiġearna ar nDia
dhib.

21. Annsin

21. Aṅ ſin déarfa tú re do ṁac; do ḃámairne ar ſclábuiḋiḃ ag Pháráo ſan Négipt, aguſ tug an tiġerna amaċ aſ an Négipt ſiṅ lé láim láidir.

22. Aguſ do ṫaiſbéin an tiġerna comarṫaḋe aguſ iongantaſa móra aguſ doilġe ar an Négipt, ar Pháráo aguſ ar ṁuintir a ṫiġe uile aſ coṁair ar ſúl.

23. Aguſ tug ſé ſinne amaċ aſ ſin, ċor go ttiubradh ſé a ſteach ſiṅ do thabhairt dúinn na dúthaiġe do mhionnuigh ſé dar naiṫriḃ.

24. Aguſ do aiṫin an tiġerna dúinn na reaċtaſo uile do ċoṁall, aguſ eagla an tiġerna do ḃeiṫ orruinn ar maiṫ ruinn féin a gcoṁnuiḋe, ċor go ccoiṁéadfaḋ ſé ſinn beó mar atá ſan ló a niuġ.

25. Aguſ buḋ é ar bfíreunnaſ, má ḃeirmid aire na haiṫeantaſo uile déanaṁ, a bfiaḋnuiſi an tiġerna ar Ndia, mar do aiṫin ſé dhinn.

CAIB. 7.

Caib. 31, 3.

ANuair do ḃéura an * tiġerna do Dhia tú don tír a bfuil tú ag dul dá ſealbuġaḋ, aguſ ar tteilgen amaċ móráin ciniḋeaċ romad, na Hititiġ aguſ na Girgaſitiġ, aguſ na Hamoritiġ, aguſ na Cananitiġ, aguſ na Periſitiġ, aguſ na Hibitiġ, aguſ na Iebuſitiġ, ſeaċt gciniḋeaċa ba mó ná ſibſe, aguſ ba cuṁaſaiġe.

2. Aguſ a nuáir do ḃéara an tiġerna do Dhia dúit iad, buáilfe tú iad, aguſ ſcriosfuiḋ tú iad tríd amaċ; * ní déana tú cunnradh ar biṫ riú, nó trócaire do ṫaiſbenaḋ dóiḃ.

* Exod. 23. 32. & 34. 12.

3. Ní mó déanaſ tú póſaḋ ar biṫ riú, ní tiubra tú hinġen dá ṁac aguſ ní ġlacfa tú a inġion dod ṁac.

4 Oir fillfiḋ ſiaḋ do ṁac ó ṁiſi leanṁuin, cum ſeirbiſi do déanaṁ do dheeiḃ oile: mar ſin biaſ ferg an tiġerna ar na laſaḋ ad aġaiḋ, aguſ léirſcriosfa ſé tú go hobann.

5. Aċ marſo do déantaoi riú, teilgfiḋe ſeaċad a naltóra, aguſ briſfiḋe ſioſ a niomáiġe, aguſ gearrfuiḋe ſioſ a ngarrian, aguſ loiſcfiḋe ar niomáiġe gráḃálta le teiniḋ.

6. * Oir iſ pobal naoṁṫa don tiġerna do Dhia tuſa, do ṫoġ an tiġerna * do Dhia tú cum beiṫ na pobal áiriġ aige féin óſ cionn gaċ uile pobail dá bfuil ar aġaiḋ na talman. * Caib. 14. 2. & 26. 18. *Exod. 19. 5. 1 Phead. 2. 9.

7. Ní tug Dhia a ġráḋ dóiḃ, aguſ níor ṫoġ ſiḃ, do ċionn gur mó a nuiḃir ſiḃ ná phobal air bith: óir ba ſibh pobal ba lugha do nuile phobal.

8. Aċ do ċionn gur ġráḋuiġ an tiġerna ſiḃ, aguſ do ċionn go ccoṁallfaḋ na mionna tug ſé dá bur naiṫriḃ, tug an tiġerna amaċ ſiḃ lé láim láidir, aguſ do fuáſcuil ſé amaċ aſ tiġ na daoirſe ſiḃ aſ láiṁ Pháráo Riġ na Hégipte.

9. Bioḋ a fioſ agad ar a naḋbarſin gur bé an tiġerna do Dhia iſ Dia ann, Dia fírinneaċ noċ coiṁéadaſ a ċunnradh aguſ a trócaire don droing gráḋuiġeaſ é aguſ coiṁlíonuſ a aiṫeanta, go míle geinealaċ;

10. Aguſ cúiṫiġioſ riſ a ndroing fuáṫuiġeaſ é aſ coiṁe a naiġṫe dá ſcrioſ: ní bia ſé maiṁeaſnaċ riſ an té fuáiṫiġeaſ é, cúiteoċuiḋ ſé riſ é aſ coiṁe a aiġṫe.

11. Coiṁéadfa tuſa ag a naḋbarſin na haiṫeanta aguſ na ſtatuiḋe, aguſ na breiṫeaṁnuiſ noċ aiṫnimſi dóiḃ a niuġ do déanaṁ.

12. Uime ſin tiucfa a ccríċ, má éiſtioṅ ſiḃ leiſ na breiṫeaṁnuſuiḃ, aguſ a ccoiṁéad, aguſ a ndéanaṁ: go gcoiṁéadfuiḋ an tiġerna do Dhia dúit ſe an cunnradh aguſ an trócaire do ṁionnuiġ ſé dod aiṫriḃ.

13. Aguſ gráḋóċuiġ ſé thú, aguſ beinneoċuiḋ ſé thú, aguſ méideoċuiḋ ſé thú:

agus beinneochaidh sé mar an gcédna
toradh do ḃróinn, agus toradh ṫfearainn,
harbhar, agus ṫfíon, agus hola, a-
gus ionnláoġaibh do bhó, agus tréuda
do ċáorach ann sa dúthaigh noċ do
ṁionnuigh sé dod aithribh do ṫabhairt
duitsi.
14. Biaidh tú beannuighṫe ós cionn gaċ
uile pobal: * ni biaidh firionnach ná
bainionnach aimrid bhur measc, nó a
measc bhur náirnéise.
15. Agus béaraidh an Tiġearna gaċ
uile easláinte uáiḃ, agus ni ċuirfidh
línn do * droiċṫinneasaiḃ na hÉgipte
orraiḃ, (noċ as eól diḃ) as cuirfe sé
iad ar a ndroing fuáitiġios tú.
16. Agus sgriosfaidh tusa a nuile
pobal ṫoirbheoras an Tiġearna do
Dhia duit: ni bia truáiġe ag do ṡúil
dóiḃ, ni mó ḋéanas tú seirḃis da ndéiḃ,
óir biaidh sin mar * dul ort féin.
17. Má deir tú ann do ċroiḋe, is
mó na finneaḋaċasa ná misi, cionnus
ċuirfios mé as a seilḃ iad?
18. Ná bioḋ eagla ort rompa, as
cuimneoċa tú go maiṫ cred do rinne
an Tiġearna do Dhia re Pháraó, a-
gus ris an Négipt uile.
19. Na caṫuiġṫe móra do ċonnairc
do ṡúile, agus na comarṫaiḋ, agus
na hiongantasa, agus an lám ċuma-
ṡach, agus an rit sínte amach, lé
ttug an Tiġearna bhar nDia amaċ tú:
mar sin do ḋéana an Tiġearna do Dhia
ris a nuile pobal ré a mbia eagla ort.
20. * Os a ċionn sin cuirfidh an
Tiġearna do Dhia an horrnet eatorra
no go mbásuiġṫior an méid ḟuiġfidhior
agus foileoċus iad féin ortsa.
21. Ni bia uaṫbhás ort ar a
son-san, óir atá an Tiġearna do Dhia
eadruibh, Dia ċumaṡach, agus uaṫbhá-
saċ.
22. Agus cuirfidh an Tiġearna do
Dhia na finneaḋaċaso amaċ romad, ar be-
gán agus ar begán; ni sgriosfa tú a
néinfeaċt iad, deagla go bfásfadh beaṫuiġ
an macaire ort.
23. Ar do ḃéra an Tiġearna do
Dhia duit iad, agus sgriosfaidh sé
iad le dioġḃuiḋ móir no go rabhaid mill-
te.
24. Agus do ḃéuraidh sé a Ríġṫe
ann do láim, agus sgriosfa tú a
nainm ó beiṫ faói neaṁ: ni ṫiucfa do
duine ar biṫ seasaṁ romad nó go
sgriosfa tú iad.
25. Iomáiġe greábalta a nDée *
loisgfidh tú lé teinidh; ni * sainteo-
ċaiḋ tú an tairgiod ná an tór atá
orra, agus ni ġlacfa tú ċugad é,
deagla go ngabhṫaoi a ngaiste leis
tú, óir is adhfuáṫmhar don Tiġearna
do Dhia é.
26. Ni mó ḃéuras tú adhfuaṫmhar
ċum do ṫiġe, deagla go mbeiṫeá ad
ni mallaiġṫe cosmhail ris: aċ fuaṫoċaidh
tú é tríd amaċ, agus biaḋ gráin ort
roime go hiomlán; óir is ni * mal-
laiġṫe é.

Marginal notes: * Exod. 23. 26. &c. — * Exod. 9. 14. Exod. 15. 26. — * Exod. 23. 33. — * Exod. 23. 28. psal. 24. 12. — * Caib. 12. 3. Ios. 7. 1. 12. 2. Maca. 12. 40. — * Caib. 13. 17.

## Caib. 8.

Na huile aiṫeanta aiṫniġimsi
diḃ a niuġ coimhéadfaidhe a
ndéanam, ċor go mbeiṫí
béo, agus go lionfaidhe,
agus go rachtaoi a steaċ, agus go
sealbhochtaoi an fearann noċ do ṁionnuiġ
an Tiġearna do ṫabhairt da bhur naiṫ-
ribh.
2. Agus cuimneoċa tú na sliġṫe
uile ionar ṫreóruiġ an Tiġearna do
Dhia tú anois re dá ficṫiḋ bliaḋan san
bfásaċ, dot ḋéanam umhal, agus dot
dearbaḋ, dfaġáil fios cred do bí ann
do ċroiḋe, an gcoiméolta a aiṫeanta,
nó naċ déanta.
3. Agus do umhluiġ sé tú, agus
do léig ocrus ort, agus do ṡásuiġ
sé tú lé Mánna, noċ nár bfeas duitse
nó dod aiṫriḃ, ċor go ttiubhraḋ ort
a ḟios do beiṫ agad nach lé * ha-
rán amáin beaṫuiġear an duine, aċ lé
gaċ ni dá ttig as béul an Tiġearna
bios an duine béo.

Marginal note: * Math. 4. 4. Luc. 4. 4.

* Nehe. 9. 21. 4. * Níor ċríon héadaċ iomat, ní mó do at do ċos an dá ḟiċiod bliaḋansa.

5. Cuimneoċa tú mar an gcéadna ann do ċroiḋe amhuil smaċtuiġeas duine a ṁac, gur mar sin smaċtuiġios an Tiġearna do Dhia ṫusa.

6. Ar a náoḃarsin coimhéadfa tú aiṫeanta an Tiġearna do Dhia do ṡiubal iona ṡliġṫib, agus a eagla beiṫ ort.

7. Oir do beir an Tiġearna do Dhia ṫusa go tír ṁaiṫ, tír go naibnib uisge, go ttoibrib, agus go ndoiṁġeanaib ġeinmeas as álṫaib, agus as cnocaib,

8. Duiṫċe ċruiṫneaċta, agus eórna agus ḟíneamhna, agus ċrann fíge agus ṗomgranat, agus duiṫċe ola, ċrann oilib, agus ṁeala,

9. Duiṫċe iona niosa tú arán gan gainne, ní biaiḋ easbuiḋ éinneiṫe ort ann: duiṫċe gurab iarann a cloċa, agus go mad héidir leat prás do ṫoċailt as a cnocaib.

* Caib. 6. 11. 12. 10. * A nuair iosas tú biaḋ, agus bias tú lán; in sin beannéoċas tú an tiġearna do Dhia ar son a nfearuinn ṁaiṫ ṫug sé ḋuit.

11. Tabhair aire naċ dearmadfa an Tiġearna do Dhia a neamhċoimhéad a aiṫneaḋ, agus a breiṫeamhnusaḋ, agus a reaċta, noċ aiṫniġimsi ḋíot a niuġ.

12. Eagla a nuáir iossas tú biaḋ, agus bias tú sáṫaċ, agus ḋéanas tú tiġṫe maiṫe, agus ċoimneoċus tú ionnta;

13. Agus a nuair ṁéidéoċuid helbaḋa, agus do ṫréada, agus ṁéideoċus do ċuid óir agus airgid, agus ṁéideoċus a nuile ní bus leat:

14. Ann sin go néirġeoċuiḋ do ċroiḋe suas, agus go ndearmudfá an Tiġearna do Dhia, noċ ṫug amaċ tú as criċ na Hégipte as tiġ na daoirse:

* Vibh. 20. 11. 15. Noċ do ṫreoruiġ ṫú ṫríd an bfásaċ mór úaṫbásaċ sin mar a rabadar naithreaċa tinntiġe, agus Scorpiona, agus tiormaċ, agus áit naċ raiḃ uisge; * noċ ṫug uisce ċugad amaċ as an ccarraig ċruáiḋ.

16. Noċ do beaṫuiġ tú san bfásaċ lé * Manna, naċ ar bfeas dot aiṫribh, ċor go nuirisleoċaḋ sé ṫú, agus go ndearboċaḋ sé ṫú do ḋéanam maiṫeasa ḋuit ann sa naimsir ḋeiġionaiġ. * Exod. 16. 15.

17. Agus go naibeorṫá ann do ċroiḋe, mo ċumasa agus neart mo láiṁe féin fuair an saiḋḃrios so ḋam.

18. Ach cuimneoċuiḋ tú an Tiġearna do Dhia: óir is é do beir neart ḋuit dfaġáil saiḋbris; go ndearna a ċunraḋ seasmaċ, noċ do ṁionnuiġ sé da bur naiṫriḃ, mar atá sé a niuġ.

19. Agus is amhluiḋ bias, ma ḋearmadann tú ar éncor an tiġearna do Dhia, agus go leanfa tú dée eile, agus seirbhis do ḋéanam dóib, agus a naḋraḋ: do ními fiaḋnuisi bur naġaiḋ aniuġ, go reċtaoi sécaḋ go deimin.

20. Amhail na ccinedhaċ do sgrios an Tiġearna as coiṁe bur naiġṫe, mar sin do sgriosfuiġṫear sibhsi: do briġ nar báil lib beiṫ uṁal do ġuth an Tiġearna bur Ndia.

---

## CAIB. 9.

EIST ó a Israel, atá tú ag dul tar Iordan san ló aniuġ do ṡealbuġaḋ ciniḋeaċ is mó agus is láidre ná ṫú féin, caiṫreaċa móra agus cumdaiġṫe suas go neaṁ,

2. Daoine móra, agus árrasa, clann na Nanacimeaċ, noċ is aiṫne ḋuit, agus ġa gcúala tú teas ṫársa, cia le na ttiucfaḋ seasam * a naġaiḋ ċloinne Unac? * Vibh. 13. 33.

3. Tuig ar a nádḃarsin a niuġ gur bé an Tiġearna do Dhia ṫéid romad mar teiniḋ * loisgniġ: claoiḋfiḋ sé iad, agus cuirfe sé sios iad as coiṁe haiġṫe: mar sin díbeórus tú amaċ iad, agus sgriosfas tú go lúaṫ iad mar a duḃairt an Tiġearna riot. * Caib. 4. 24. Heb. 12. 29.

4. Ná

4. Ná habair ann do ċroiḋe tar
eis an Tiġerna do Dhia dá tteil-
gion amaċ romad, ġá ráḋ, ar son
mfirinntaſa tug an Tiġerna a ſteaċ
mé do ſealbuġaḋ an ṫearainnſi; aċt
ar son peacaiḋ na gcineaḋaċſa ċuirios
an Tiġerna amaċ romad iad.
5. Ni ar son ṫfirinntaſa no diog-
ruis do ċroiḋe ṫéid tú do ſealbuġaḋ
a bfearainn: aċt ar son ċionta na gcine-
ḋaċsa ċuirios an Tiġerna do Dhia
amaċ romad iad, agus ċor go gcoim-
lionfaiḋ an focal noċ do ṁionnaiġ an
Tiġerna dot aiṫrib Abraham, Isaac,
agus Iácob.
6. Tuig ar a nadḃarsin naċ dta-
bair an Tiġerna do Dhia an fearann
maitsi ḋuit dá ſealbuġaḋ ar son
ṫfirinntaſa féin: óir is pobal crúa-
ḋmuineil tú.
7. Agus cuimniġ, agus ná dearmaid
mar do ḃrostuiġ tú an Tiġerna do
Dhia ċum feirge ſan bfásaċ, ón ló
fár ḟág tú amaċ crioċ na Hégipte
nó go ttáinic tú don náitsi, do
ḃábar coġtaċ a naġaiḋ an Tiġerna.
8. Mar an gcéadna an Horeb do
ḃrostuiġ tú an Tiġerna ċum feirge,
ionnus go raiḃ an Tiġerna feargaċ riḃ
cum bur millte.
9. A nuáir do ċúaiḋ misi ſúas
annsa tsliab do ġlacaḋ na cclár
ccloiċte, cláir an ċunnarta noċ do
riñe an tiġerna riḃsi, ann sin do riñe me
* Exod. 24. 18. 34. 28. * comnaiġe ann sa tsliab ceaṫraċad
lá, agus ceaṫraċad oiḋċe, nior iṫ mé
arán, agus ni mó do iḃ mé uisge.
* Exod. 31. 18. 10. * Agus do ṫug an Tiġerna
dá ċlár ċloiċe dam sgriobṫa lé méur
Dé, agus do bí sgriobṫa orra sin
do réir na nuile briaṫar do labair an
Tiġerna riḃsi annsa tsliab amaċ as
lár na teineaḋ a ló an ċoṁċruinniġ.
11. Agus tárla a ccionn ċeaṫra-
ċad lá agus ċeaṫraċad oiḋċe, go ttug
an Tiġerna dam an dá ċlár ċloiċe
eadhon cláir an ċunnarṫa.
12. Agus a dubairt an Tiġerna
* Exod. 32. 7. riom, * éiriġ, imṫiġ ſios go lúaṫ
as so; óir do ṫruaill do ṗobal noċ
ṫug tú amaċ as an Négipt: do ḟil-
liodar go hobann as an tsliġe do aiṫin
misi ḋiob; do riñeadar iómáiġ leaġṫa
ḋóib féin.
13. Os a ċionn sin, do labair an
Tiġerna riomsa, dá ráḋ, do ċonnairc
mé an pobal so, agus féuch is daóine
crúaḋmuineil iad.
14. Léig dam ionnus go sgriosfa
mé iad, agus go mbaiṫiḋ mé amach
a nainm ó beiṫ faói neam, agus do
ḋéana mé diotsa cineaḋ is mó, agus
is cumasaiġ ná iad.
15. Mar sin do ḟilleas, agus tá-
nag a nuas ón tsliab, agus an sliab
tré lasaḋ ó ṫeiniḋ, agus do ḃádar
dá ċlár an ċunnarta ann mo dá láim.
16. Agus dainic mé, agus féuċ
do ṗeacaiġeabairsi a naġaiḋ an Tiġerna
bur Ndia, agus do riñeabar daóib féin
láoġ leaġṫa, diompóiġeabar go lúaṫ
sib féin ón tsliġe do aiṫin an Tiġ-
erna dib.
17. Agus do ġlac misi an dá
ċlár, agus do ṫeilg mé as mo dá
láim iad, agus do bris mé ós coiñe
bur súl iad.
18. Agus do ṫuit mé sios ós
coiñe an Tiġerna mar an gcéud uair
ceaṫraċad lá, agus ceaṫraċad oiḋċe;
nior iṫ mé arán, agus ni mó dib mé
uisge, ar son na nuile ṗeacaḋ do
ṗeacaiġeabairsi ag dénam cionta a ra-
ḋarc an Tiġerna do ċur feirge air.
19. Oir do bí eagla na feirge
orum, agus an miośaitniḋ ṁóir lé a
raiḃ an Tiġerna feargaċ bur naġaiḋsi,
dá bur milleaḋ, aċt do éist an Tiġ-
erna riom a nuáirsin mar an gcéad-
na.
20. Agus do bí an Tiġerna ro
ḟeargach re Háaron ċum a millte, a-
gus do ġuiḋ misi ar son Aáron fós
a nuair céadnasin.
21. Agus do ġlac mé bur ccoir,
an láoġ do riñeabar, agus do loisg
mé lé teiniḋ é, agus do bruiġ mé é,
agus do ṁeil mé go roimin é, eadhon
go raiḃ coimbin re luáiṫreaḋ, agus
do ċaiṫ mé a luáiṫreaḋ ionsa nabhainn
ṫig a núas as an tsliab.

22. Agus do ḃrosduiġeabhar an Tiġearna ċum feirge * a tTaberah agus in * Massa, agus in * Cibroth-hataabah.

* Vibhr. 11. 1. 3.
* Exod. 17. 7.
* Vibhr. 11. 34.

23. Ar an modh gceadna a nuair do ċuir an Tiġearna sib as Cades barnea, ga radh, éiriġe suas, agus selbhuiġe an fearann tug misi dhíbh; ansin do ċaiteaġeabhar a naghaidh aitne an Tiġearna bur Ndia, agus nior ċreideabhar é, agus nior éisteabhar re na ġuth.

24. Do bhabhar ceannairceaċ a naghaidh an Tiġearna ón ló fa ar aithnigh damsa sib.

25. Marsin do ċuit mé sios a bfiadhnuisi an Tiġearna ceathracad lá agus ceathracad oiḋċe, mar do ċuit mé sios an ceud uair, do ċionn go ndubhairt an Tighearna go millfeadh sé sib.

26. Do ġuidh misi ar a nadbharsin an Tiġearna, agus a dubhairt mé; a Thiġearna a Dhé, ná mill do pobal agus hoighreas, noċ do fuasguil tú leo mórdhaċ, noċ tug tú amach as a Néigipt le láimh láidir:

27. Cuimniġ do seirbisiġ Abraham, Isaac, agus Iacob; ná feuch ar gruamnas na ndaoinesi nó ar a nolc, nó ar a bpeacadh.

28. Ar eagla go naibeoradh an duthċe as a ttug tú amaċ sin; * do briġ nar feud an Tiġearna a mbreiṫ don tir do ġell sé dóib, agus do briġ gur fuaṫuiġ sé iad, tug sé amach iad dá marbhadh fan bfásach.

* Vibh. 14. 16.

29. Giodheadh siad do pobalsa iad, agus hoighreas, noċ tug tú amaċ leo neart cumasach, ⁊ leo riġ sinte amach.

## CAIB. 10.

* Exod. 34. 1.

Ann sa namsin a dubhairt an Tiġearna riomsa, * snoiġ duit féin dá clár ċloiċe amail na gceud clár, agus tár ċugamsa suas ċugamsa ansa tsliab, agus dean áirc ṁaide duit féin.

2. Agus scriobtha misi ar na clárruibh na briathra do bhí ion sna ceud ċlárruib noċ do brís tú, agus cuirfe tú san Náirc iad.

3. Agus do rinne misi áirc do ċrann Sittim, agus do snoiġ mé dá ċlár ċloiċe cosmhuil ris na ceud ċlárruibh, agus do ċuaidh mé suas ionsa tsliab, agus an dá clár am láimh.

4. Agus do scriob seision ar na clárruib do réir an ċéidsgribinn, na deiċ naitheanta noċ do labhair an Tiġearna ribsi air a tsliabh amach as lár na teineadh a ló an comhċruinnigh, agus tug an Tiġearna damsa iad.

5. Agus do fill misi, agus táinig mé a nuas as a tsliab, agus do ċuir mé na clair ann sa Náirc do rinne mé, agus atáid siád ann sin mar do aitin an Tiġearna diom.

6. Agus do ġluaisiodar clann Israel ó Bheeroth cloinne Iaacan go * Moserah: * annsin déug Aaron, agus ann sin do hadhlaiceadh é; agus do ministráil Eleasar a mac an oifig an tsagairt iona áit. * Vibhr. 33. 30.

7. Ann sin do ġluaisiodar go Gudgodah, agus ó Ghudgodah go Iotbat, duthċe aibhneadh uisge.

8. Ann sa namsin do dhealuiġ an Tiġearna treabh Lebi dioṁċar Airce cunnartha an Tiġearna, do seasaṁ as coinne an Tiġearna do ministralas dó, agus do beannugadh iona ainm gus an lá a niugh.

9. * Is uime sinnaċ bfuil roinn nó oighreas a bfoċair a dearbhraithreach ag Lebi: sé an Tiġearna as oighreas dó, do réir mar do ġell an Tiġearna do Dhia dó. * Vibhr. 20. 28.

10. Agus do fan misi ansa tsliab do réir na ceud uaire dá fiċiod lá, agus dá fiċiod oiḋċe: agus do éist an Tiġearna rium mar an gceadna a nuairsin, agus nior bhaill leis an Tighearna sibhse do milleadh.

11. Agus

11. Agus a dubhairt an Tighearna riumsa, éirigh, gluáis ann do ṡlighe roimhe an bpobal, chor go raghaid a stech, agus go sealbhóchaid an fearann do mhionnaigh mé dá naithribh do thabhairt dóibh.

12. Agus a nois a Israel creud atá do Tighearna Dia diarraidh ort, acht eagla do Thighearna Dia do beith ort, siubal iona shlightibh uile, agus a ghrádhughadh, agus seirbhis do dhénamh dot Tighearna Dia maille red uile chroidhe, agus led uile anum,

13. Aitheanta an Tighearna do choimhéd, agus na reachta noch aitheighimsi diot aniugh ar son do leasa.

14. Féuch an flaitheamhnus, agus flaitheamhnus na bflaitheamhnus, is leis an Tighearna do Dhia é, * an talamh mar an gcéadna gona bhfuil ann. *Psal. 24. 1.*

15. Amháin do bhí dúil ag an Tighearna ion bhur naithribhsi dá ngrádhughadh, agus do thógh sé a sliocht na ndiaigh ghon sibhsi, os cionn gach uile phobail, fá mar atá a niugh.

16. Uime sin timchillgheárraidh croicionn toraigh bhur ccroidhe, agus ná bithi ní bhus mó cruáidhmhuinealach.

17. Oir an Tighearna bhur nDia sé Dia na ndée é, agus Tighearna na tTighearnadh, Dia mór cumhachtach, agus uathbhásach, nach bhfion * meas aige ar phearsannaibh, agus nach gabhann comaidh. *Croin. 19. 7. Iob. 34. 19. Gniomh. 10. 34. Romh. 2. 11. Gal. 2. 6. Eph. 6. 9. Col. 3. 25. Peadh. 1. 17.*

18. Crioclinighidh sé breitheamhnus na ndilleachd, agus na mbaintreabhach, agus grádhuighidh an coigcrioch, ag tabhairt bidh agus éudaigh dó.

19. Grádhuighidhsi ar a nadhbharsin an coimhightheach, oir do bhádhbhar féin bhar gcoimhightheachaibh a gcrích na hÉgipte.

20. * Biodh eagla an Tighearna do Dhia ort, is dó dhénas tú seirbhis, agus is dó * adhanfas tú, agus is é a ainm mhionnochus tú. *Caib. 6. 13. Mat. 4. 10. Luc. 4. 8. *Caib. 3. 4.*

21. Is é do mholadh é, agus sé do Dhia é, noch do rinne na neithe móra uathbhásacha do * chonncadar do shúile. *Gen. 46. 27. *Exod. 1. 5.*

22. Do chuadar haithre sios don Égipt maille re deich, agus tri fichid pearsa, agus anois do rinne an Tighearna do Dhia siot mar réulta * nimhe ar iomadamhlas. *Gen. 15. 5.*

---

CAIB. XI.

AN nadhbharsin grádheochaidh tú an Tighearna do Dhia, agus coimhéadfa tú a chúram, agus a reachta, agus a bhreitheamhnus, agus a aitheanta a gcomhnaidhe.

2. Agus biodh a fios agad aniugh oir ni [labhraim] re bhur cclann ag nach raibh a fios, agus nach bhfacaidh smachd an Tighearna bhur nDia, a mhórdhacht, agus a lámh láidir, agus a righ sínte amach,

3. Agus a ionganta, agus a ghníomhradh noch do rinne sé a meadhón na hÉgipte re Pháraoh Righ na hÉgipte, agus re na dhúthaigh uile;

4. Agus mar do rinne sé ar shluágh na hÉgipte, re na neachaibh, agus re na gcarbadaibh, mar do chuir sé uisgeacha an muire ruaidh éirghe ós a ccionn, a nuair do leanadar sibhsi, agus mar do mhill an Tighearna iad gus an ló a niugh;

5. Agus creud do rinne sé dhibhse san bhfásach nó go ttangabhair don náit so;

6. * Agus creud do rinne sé re Dátan, agus re Abiram mic Eliab mic Reuben, cionnus do oscul an talamh a bhéul, agus do shluig sios iad, agus a muintir, agus a lóistine, agus a nuile shubstaint do bhí iona seilbh a measc Israel uile. *Uibhr. 16. 21. 27. 3. Psal. 10. 6. 17.*

7. Ach do chonncadar bhur súilesi uile ghníomhradh móra an Tighearna noch do rinne sé.

8. Uime sin coimhéadfaidhe na huile aitheanta noch aitheighimsi dibh a niugh, chor go mbeithi láidir, agus go rachaoi a stech, agus go sealbhóchaidhe an fearann a bhfuiltí ag dul dá shealbhughadh.

9. Agus

9. Agus go mad héidir lib bur
laethe dfadúghadh an sa tír do mhion-
nuigh an Tighearna dá bhur naithribh do
thabhairt dóibh, agus dá síol, dúthaidh noch
thsilidhios lé bainne, agus le mil.
10. Oir an fearann a bfuil tú ag
dul a stech dá sealbhughadh, ni mar chrích
na Hégipte atá sé, ó ttangabhairsi
amach, mar ar chuir tú do síol, agus
ar fliuch tú é leus chois mar gháirdín
luibhionn.
11. Acht an fearann a bfuilti ag
dul dá sealbhughadh, is fearann cnoc a-
gus gleann é, agus ibheas uisge dfearth-
ainn nime.
12. Dúthaidh agá bfuil suim ag an
tTighearna do Dia inte, oir atáid súile
do Thighearna Dia uirre a gcomhnuidhe, ó
tosach fós go deireadh na bliadhna.
13. Agus tiucfa a gcrích ma éi-
stionn sibh go dúthrachtach rém aitean-
tuibhsi, noch aitnighim dáoibh a niugh, an
Tighearna bur Ndia do ghrádhughadh, a-
gus seirbhis do dhénamh dó lé bhur nuile
chroidhe, agus lé bur nuile anum,
14. Go ttiubhra misi dáoibh fearthuinn
bur ttalman na ham féin, an chéud fear-
thuinn, agus an fearthuinn deighionach, chor
go ccruinneochatú a steach harbhar, a-
gus fíon agus hola.
15. Agus cuirfe mé feur ad ma-
chaibh dot áirnéis, chor go madh héidir
leat ni dithe agus beith sáitheach.
16. Tugaidh bur naire dáoibh féin nach
biaidh bur gcroidhe mellta, agus go
bfillfedh sibh a leattaoibh, agus seirbhis
do dhénamh do dhéeibh oile agus adhradh
dóibh:
17. Agus ann sin go lasfadh fearg
bar tTighearna Dia bur naghaidh, agus
go ndúinfedh súas neamh, ionnus nach biadh
fearthuinn ar bith ann, agus nach ttiubh-
radh an talum a toradh, agus deagla
go nimeochadh sibh sgéadh go hobann ón
ttalum maith, noch do beir an Tighearna
dóibh.
18. Ar a nádhbharsin cuirfidhe iad
so mo bhriathrasa, a ttaisge ion bur
ccroidhthibh, agus ion bur nanum agus
* Caib. 6. 8. * ceingéoltaoi iad mar chomhartha ar
bur láimh, chor go mbeithdís mar éadan-
éidir bur súilibh.
19. Agus * múinfidhe iad dá bur * Caib. 4. 10. 6, 7.
gcloinn ag labhairt orrtha a nuair shuidhfios
tú ion do thigh, agus a nuair siubholus
tú ansa tslighe, a nuair luighfios tú
síos, agus a nuair éireochus tú súas.
20. Agus sgriobhta tú iad ar
phosttuibh doirrse do tighe, agus ar
do gheatuibh.
21. Chor go bfadaighthe bur láethe,
agus láethe bur ccloinne an sa dúthaidh
noch do mhionnuigh an Tighearna dá bur nai-
thribh do thabhairt dóibh mar laethe nime
ar an ttalum.
22. Oir má choiméudtaoisi go dú-
thrachtach na huile aitheantasa noch ait-
nighimsi dóibh do dhénamh, an Tighearna
bur Ndia do ghrádhughadh, siubhal iona
shlightibh uile, agus ceangal leis;
23. Annsin cuirfidh an Tighearna a-
mach na huile chinedhachasa romhaibh, agus
sealbhóchtaoisi cinedh is mó, agus is
cumhachtaighe ná sibh féin.
24. * Gach uile ball a sailteochuidh * Psal. 1. 3.
bonn bur ccos bud libh féin é: ón fá-
sach agus ó Lebanon, ó nabhuinn abhann
Euphrátes go nuige an bfairrge is
faide amach, is ed bias bur ttéorann.
25. Ni peódfaidh duine ar bith se-
samh ribh: óir cuirfe an Tighearna bur
Ndia bur neagla agus bur gcriothnu-
ghadh ar a nuile fhearann ar a sailte-
ochtaoi, fá mar a dubhairt sé ribh.
26. Feuchaidh do chuir mé romhaibh a
niugh beannughadh agus mallughadh:
27. * Beannughadh, má umhlaighthíon sibh * Caib. 28. 1.
daitheantaibh an Tighearna bur Ndia, noch
aitnighimsi dóibh a niugh.
28. * Agus mallughadh muna num- * Caib. 28. 15
laighthí daitheantaibh an Tighearna bur
Ndia, ar iompodh a leattaoibh as an
tslighe noch aitnighimsi dóibh a niugh
do dhul do leanmhuin Déé oile nar baith-
nid dóibh.
29. Agus tiucfa a ccrích a nuair
bhéuras an Tighearna do Dhia tú a
steach ionsa bhfearann chum a ttéid
tú dá shealbhughadh, go ccuirfe tú * Caib. 27. 12. Jos. 8. 33.
an * beannughadh ar sliabh Gerisim
agus

agus an malluġadh ar ṡliabh E-
bal.
30. Nach bfuilid siad ar an
ttaoib oile do Iordan ar a tsliġe
mar a ttéid an ġrian faoi, a ttir na
Geanaanitech, noċ áitreabus a réiteċ
ċall as coiṁe Gilgal láim re maċġi-
ġib Mhóreh.
31. Oir raċtaoi tar Iordan do
ḋul a stteaċ do ṡealbuġaḋ a nfearainn
do ḃeir an Tiġearna bur Ndia ḋíob,
agus sealbeoċtaoi é, agus áitreoċtaoi
ann.
*Caib. 5. 32. 32. Agus do ḃeartaoi ṡe do *
ċoimlionaḋ na huile reaċta, agus ḃrei-
ṫeaṁnas ċuirimsi sios ḋaoib a niuġ.

---

## CAIB. 12.


iadso na statuiḋe, agus
na breiṫeaṁnais ċoimeodfaoiḋe
re a ndéanaṁ annsa tír do
ḃeir an Tiġearna Dia hai-
treaḃ ort dá ṡealbuġaḋ, ar
feaḋ na laeṫeaḋ mhairfiḋe ar talaṁ.
*Caib. 2. 5. 2. Léirsgriosfaiḋ sib a nuile áit
a ndearnadar na cineaḋaċa, noċ ṡealboċ-
taoi, seirḃis dá ndeeiḃ ar na sléiḃ-
tiḃ árda, agus ar na cnocuiḃ, agus
faoi gaċ ċrann glas.
*Breith. 2. 2. 3. Agus * teilgfiḋe sios a
naltóra, agus brisfiḋe a bpilleiri, a-
gus loisgfiḋe a ngárrḋáin le teine,
agus snoiḋfiḋe sios iomáiġe greabal-
ta a ndee, agus sgriosfaiḋe a nan-
manna amaċ as a náit sin.
4. Ni ḋéantaoi mar sin ris an
tTiġearna bur Ndia.
1 Riogh. 8. 29. 2. Croin. 7. 12. 5. Aċ ċum na háite * toiġfeas
an Tiġearna bur Ndia amaċ as bur
ttreaḃaiḃ uile do ċur a anma ann,
ġéon dá ionaḋ ċomnuiġe iarrfaiḋesi
ḋul, agus is ann tiocfaiḋe.
6. Agus is ann sin do ḃeurtaoi
bur nofrála loiscte, agus bur nioḋb-
arta, agus bur ndeaċmaḋ, agus ofráil
togṫa bur láiṁ, agus bur móide, a-
gus bur nofrála toilṁeala, agus pri-
mhoil bur nealbann, agus bur ttréud.
7. Agus is annsin iostaoi a bfi-
aḋnaisi an Tiġearna bur Ndia, agus do
ḋéantaoi gáirdeaċus ion gaċ uile ni dá
ccuirfiḋe bur láṁ ann, sib féin, agus
bur muintir mar ar ḃeannuiġ an Tiġearna
bur Ndia sib.
8. Ni ḋéantaoi do réir gaċ ċineite
dá ndéanmaoidne ionso a niuġ, gaċ
duine do réir a tola féin.
9. Oir ni ṫangabair fos ċum an
tsuáiṁnis, agus ċum na hoiġreaċta
do ḃeir an Tiġearna bur Ndia ḋáo-
ib.
10. Aċ a nuair raġaoi a nonn tar
Iordan, agus áitreoċtaoi annsa bfea-
rann do ḃeir an Tiġearna bur Ndia
ḋaoib mar oiġreaċt, agus a nuair do
ḃéara suaiṁneas ḋaoib ó bur naimḋib
uile ar gaċ leiṫ taob fá gcuairt,
ionnus go náitreoċtaoi go suáiṁneaċ.
11. Ann sin biaiḋ ionaḋ noċ toiġ-
feas an Tiġearna bur Ndia do ṫabairt
fa deara a ainm do aitreaḃ ann, ċum
a nionaiḋ sin do ḃeurtaoi gaċ uile ni
dá naitniġimsi ḋaoib bur nofrála lo-
iscte, agus bur nioḋbarta, agus
bur ndeaċmaḋa, agus ofrála togṫa
bur láiṁ, agus bur móide uile noċ do
móideabas don tiġearna.
12. Agus biaiḋ gáirdeaċus oruiḃ a
laṫair an Tiġearna bur Ndia, sib féin, a-
gus bur mic, agus bur ninġeana, a-
gus bur nóglaoiċ, agus bur mbanóg-
laoiċ, agus an Lebiteaċ bias taoḃ a
stiġ da bur ndoirsib, do ḃriġ * naċ *Caib. 10. 9.
bfuil roinn nó oiġreaċt aige maille
riḃ.
13. Tabair aire ort féin naċ nof-
rála tú hofráil loisge ann gach áit
dá bfaiceann tú.
14. Aċ annsa náit toiġfeas an
Tiġearna a ttreiḃ dá bur ttreaḃaiḃ,
ann sin ofrálfaios tú hofráil loisge,
agus ann sin do ḋéana tú gaċ a nait-
niġimsi ḋiot.
15. Giḋeadh is éidir leat feoil
do ṁarḃaḋ, agus diṫe ann do uile
ġeataiḃ,

ġeataḋaiḃ, giḋ bé ar a mbia ḋúil ag hiṫein ann, do réir beannaiġ an Tiġearna do Dhia noċ tug sé ḋuit; síoraiġ an glan, agus an neaṁglan sin diṫe, eadhon don ḃfiaḋ fionn, agus don ċairrfiaḋ.

16. * Aṁáin ní iostaói a ḃfuil, dóirtfiḋe ar an ttalum í aṁuil uisge.

*Caib. 15. 23.

17. Ní héidir leat deaċmaḋ harbair diṫċe taoḃ a stiġ dot ḋoirsiḃ, nó ḟíona, nó hola, nó primidil healbann, nó do ṫréud, nó ḟnmóid dá ttug tú, no hofráil ṫoileaṁuil, nó ofráil ṫógṫa do láiṁe.

18. Aċt iosa tú iad a bfiaḋnuise an Tiġearna do Dhia ann sa náit ṫoiġeoċas an Tiġearna do Dhia, tú féin, agus do ṁac, agus hinġion, hóglaċ, agus do banóglaċ, agus an Lebitieċ bias taoḃ a stiġ dot ḋoirsiḃ, agus biaiḋ lúṫġáir ort a bfiaḋnuise an Tiġearna do Dhia ann gaċ uile ní a ccuirfe tú do láṁa.

19. * Taḃair aire ḋuit féin, naċ ttréigfe tú an lebitieċ an feaḋ ṁairfeas tú ar an ttalaṁ.

*Caib. 14, Eccl. 7. 31.

20. A nuair ḟairseonġas an tiġearna do Dhia do ṫeora, mar do * ġell sé ḋuit, agus déara tusa, iosa mé feóil, (do ċionn go bfuil fonn feola ar hanum) is féidir leat feóil diṫe, giḋ bé ar biṫ a mbiaiḋ ḋúil ag hanam ann.

*Gen. 28. 14. Caib. 19. 9.

21. Má bionn a nait do ṫoġ an Tiġearna do ċur a anma féin ann a bfad uait, annsin marfaiḋ tú dot eallaċ, agus dot ṫréud noċ tug an Tiġearna ḋuit mar do aiṫin misi ḋiot, agus iosa tú ann do ḋoirsiḃ féin, giḋ bé ní iona mbia ḋúil ag hanum.

22. Aṁuil itter an fiaḋ fionn, agus an fiaḋ ruaḋ, mar sin iosas tusa iad; ionann iosas an neaṁglan, agus an glan diob.

23. Aċt aṁáin bi deimin naċ iosa tú a nfuil: óir isi a nfuil an tanum, agus ní cóir ḋuitsi an tanum diṫe maille ris an bfeóil.

24. Ní iósa tú í, dóirtfiḋ tú í ar an ttalum aṁuil uisge.

25. Ní iosa tú í, ċor go raċaiḋ go maiṫ ḋuit, agus dot ċloinn ad ḋiaiġ, a nuair do ḋéna tú an ní is cóir a raḋarc an Tiġearna.

26. Aṁáin na neiṫe naoṁṫa bias agad, agus do ṁóide, do béura tú leat iad, agus raċa tú san náit ṫoiġeoċas an Tiġearna.

27. Agus ioḋbóraiḋ tú hofráil loisge, an ḃfeóil, agus an nfuil, ar altóir an Tiġearna do Dhia, agus dóirtfiġear fuil hioḋbarṫa amach ar altóir an Tiġearna do Dhia, agus iosa tú an ḃfeóil.

28. Coiṁéud, agus cluin na briaṫrasa uile, noċ aiṫniġimsi ḋiot, ċor go raċaiḋ go maiṫ ḋuit, agus dot ċloinn ad ḋiaiġ go bráṫ a nuair ḋéanas tú an ní is maiṫ, agus is ceart a raḋarc an Tiġearna do Dhia.

29. A nuair ġearrfas an tiġearna do Dhia na ciniḋaċa sin amach roṁad mar a raċa tú dá sealbuġaḋ, agus go nglaca tusa a náit, agus go náiṫreabaiġ tú iona noiṫċe.

30. Taḃair aire ḋuit féin naċ gabṫar a ndul tú ó na leanṁuin tar éis a sgriosta roṁad, agus nach déna tú loirgeas air a ndéeiḃ, ga ráḋ, cionnus do rinneadar na fineaḋaċasa seirbis dá ndéeiḃ is mar sin do ḋéna misi mar an gcéadna.

31. Ní ḋéna tusa sin red Thiġearna do Dhia, óir gaċ gráin is aṫfuaṫmar lé Dia sé do ninneadar sin re na ndéeiḃ féin, eadhon a mic, agus a ninġiona do loisgedis ansa teiniḋ dá ndéeiḃ.

32. Giḋ bé ar biṫ ní aiṫeonus misi ḋaoiḃ, coiṁlíonaiġ a ḋéanaṁ, * ní ċuirfe tú éinní na ċionn, agus ní mó bearfas tú de. *Caib. 4. 2. Seanraitt. 30. 6. Taisbean. 22. 18.

CAIB.

## CAIB. 13.

NAch éirghiodh eidir bhur measc fáidh no fear aislingeadh dhfaicsin, agus go ttiubhra sé dhuit comhartha nó iongnadh:

2. Agus go ttiocfa an comhartha nó an tiongnadh a gcúich dár labhair sé riot, ag rádh, déanum do leanmhuin dée oile (nach ar bfeas duit,) agus déanum seirbhis dóibh.

3. Ni éistfe tú ré briathraibh an fháidh sin, nó fir faiseiona na haislingeadh.

Oir dearbhochaidh an Tighearna bhur nDia sibh, dá fheacam an ngrádhuigheann sibh bhur tTighearna Dia ré bhur nuile chroidhe, agus lé bhur nuile anum.

4. Siubholtaoi a ndiáigh an Tighearna bhur nDia, agus biáidh a eagla oraibh, coimhédfuidhe a aitheanta, agus umhleochaoi dá ghuth, agus do dhéantaoi seirbhis dó, agus *greamochaighe de. * Caib. 10. 20.

5. Agus curfighear an fáidh sin nó an brionglóideach na haislingeadh chum báis, (do chionn gur labhair sé dá bhur niompógh ón tTighearna bhur nDia, noch tug amach sibh as crich na hEgipte, agus dfhuascail sibh amach as tigh na ndaoirisi, dod tiomáin amach as a slighe do aithin an Tighearna do Dhia dhiot do siubhal) mar sin chuirfe tú an tolc ar siubhal as do lár féin.

6. Má brostuighion do dearbhrathair tú mac do mathar, nó do mac féin, nó hingion, nó bean hosa, nó do charaid bias duit mar hanum féin, go seicréideach dá rádh, gluaisiom, agus déanum seirbhis do dhéeibh oile nach ar bfeas duit féin nó dod aithribh;

7. Do na déeibh bias ag na daoinibh gacha taoibh dhiot a bfogus duit, nó a bfad uáit, eadhon ó cheann go chéile don domhan,

8. Ni aontocha tú dó, agus ni éistfe tú ris; ni mó bias truaighe ag do súil dó, nó coigeolus tú é, nó ceilfios tú é.

9. Ach * go deimhin muirfe tú é, si do lámh féin bheas ris ar tus dá chur chum báis, agus na diáigh sin lámh an pobail uile,. * Caib. 17. 7

10. Agus clochfa tú lé clochaibh é, ionnus go néugfa sé: do chionn gur tháirg sé do tiomáin ón tTighearna do Dhia, noch tug amach tú as crich na hEgipte, as tigh na ndaoirisi.

11. Agus * cluinfidh Israel uile sin, agus biáidh eagla orra, agus ni dhéanaid ni bus mó chneoil mar a nolcsa bhur measc. * Caib. 17. 13.

12. Má chluin tú a ccathraibh dá bhur gcaitreachuibh noch tug an Tighearna do Dhia duit dáitreabh inte, gá rádh,

13. Do chuadar daoine áirighe clann Bhelial amach as bhur measg, agus do thangadar léo luch áitribh a ccathrache, gá rádh, gluaisiom, agus déanum seirbhis do dhéeibh eile nach ar bhaitheanta daoibh.

14. Ann sin loirgfe tú, agus spionfa tú, agus fiafrocha tú go friochnamach: agus féuch más fírinne é, agus go bfuil an ni dearbhtha go ndearnadh a leitéid sin daodhuathbhaigheas bhur measc.

15. Buailfe tú go deimhin muintir na caithreach sin lé faobhar an chloidhim, léirsgrios í agus gach a mbia inte, agus a háirneis le faobhar an chloidhim.

16. Agus cruinneocha tú a héadail uile go lár a sráide, agus loiscfe tú le teinidh an chathair, agus a héadail uile ó beag go mór ar son an Tighearna do Dhia, agus biáidh na cárn go bráth ni cuirfighear suas choidhche í.

17. Agus ni bheanfa sinni don ni mallaigh dod láimh, chor go bfillidh an Tighearna óna dhéasas feirge, agus go ttaisbeanaidh grása duitsi, agus go raibh truaighe aige duit, agus go méideochaidh sé tú mar do mhionnaigh sé dod aithribh;

18. An nuair bheunas tú dhe ré guth an Tighearna do Dhia do choimheud a aitheanta uile, noch aitheanta dhiot a niugh, do dhéanamh an neithe is ceart a radharc an Tighearna do Dhia.

## CAIB. 14.

IS sibh clann an Tiġearna bhur Ndia: * ni ġearrfaiḋe sibh féin, agus ni ḋéantaoi lomaḋ ar biṫ eidir bhur súilibh ar son an mairbh.

* Lebhit. 19. 28.

2. * Oir is pobal naomhṫa tú don Tiġearna do Ḋhia, agus do ṫoġ an Tiġearna tú ċum beiṫ ad phobal áirid aige féin, tar gaċ uile ċineaḋ dá bhfuil ar an ttalamh.

* Caib. 7. 6. & 26. 18.

3. Ni iosa tú éinni adhuathmhar.

4. * Is iad so na hainmhinte iostaoi, eadhon, an damh, an ċaora, agus an gabhar,

* Lebhit. 11. 2.

5. An cáirrfhiadh, agus an pocrúadh, agus an fiadh fionn, agus an gabhar fiadháin, agus an pigarg, agus an damh alluidh, agus an chamois:

6. Agus gaċ uile beaṫaċ noċ roinneas an ionga, agus scoiltios an scoilteaḋ a ndá ladhair, agus ċognas an ċír measg na nainminteaḋ, iostaoi iadsin.

7. Gidheaḋ, ni iostaoi iadso don méid ċognas a ccír nó roinneas a nionga scoilte, mar atá an cámall, an geirrfhiadh, agus an coinin, óir cognaid an ċír as ni roinnid an ionga, uime sin atáid neimhglan dibhsi.

8. Agus na muca, do ċionn go roinnid an ionga, agus naċ ccognuid an ċír, atáid neimhglan daoibh, ni iostaoi dá bfeóil, ni mó bhainfidhe ré na gconablaċ marbh.

9. * Is iad so iostaoi do na uile iasc dá bfuil ionnsna huisgeadhaibh, a nuile iasc ar a mbia eiteach, agus bláosca iostaoi iad:

* Leibhit. 11. 9.

10. Agus gidh bé ar naċ bfuil eiteach nó bláosca, ni iostaoi iad: atáid neimhglan daoibh.

11. Do na uile éun ġlan iostaoi.

12. Acht is iad so dá naċ iostaoi: an tiolar, an tseaġ fionn, agus an tiascaire cáirneach,

13. Agus an préacán gearr, agus an préacán ceirteach, agus an préacán inghneaċ do réir a ċinil,

14. Agus gaċ uile fiaċ dubh do réir a ċinil:

15. Agus an tulċabhcan, a náimleóg, agus an ċúaċ, agus an sgeabhac do réir a ċinil,

16. An tulcabhċan beag, agus an tulcabhċan mór, agus a ngla.

17. Agus an peliocan, agus an tiolar timċiollaċ, agus an fiaċ fairge.

18. Agus an ċorr ġlas, agus an ċorr ġrian do réir a ċinil, agus an filbin, agus * a nialtóg leaṫair.

* Lebhit. 11. 19.

19. Agus gaċ uile ni snáigheaċ eitillios, atá neimhglan duitsi, ni hiostar iad.

20. Ach feadtaoi gaċ uile éun glan diṫe.

21. Ni iostaoi éinni reacus dhe ghuaḋ féin: do ḃeura tú é don ċoimhiḋeach bhias ann do ḋoirsibh go niṫe sé é, nó féadfa tú a ḋiol ris an ndeóraiḋ: óir is pobal naomhṫa tusa don Tiġearna do Ḋhia. * Ni bruithfe tú meannán a mbainne a máṫar.

* Exod. 23. 19. & 34. 26.

23. Do ḃeura tú uait go ceart an deaċmhaḋ dot uile ṡíol noċ do beir an talamh uaḋ gaċ a bliadhain.

23. Agus iosa tú a bhfiadhnuise do Thiġearna Dé san náit noċ ṫoiġeos sé a ainm do ṡuiḋiuġadh ann, deaċmhaḋ harba, ṫfiona, agus hola, agus primidil healbhann, agus do ṫréud, ċor go bfoġlamaiḋ tú eagla do Thiġearna Dé do beiṫ ort a gcomhnuiḋe.

24. Agus má bhíon an tsliġe ro fada agad as naċ bféudann tú a iomċur, nó má bhíonn a náit rofada uait, noċ ṫoiġfeas do Thiġearna Dia do ċur a anma ann, a nuáir beinneoċas do Thiġearna Dia tú.

25. Ann sin do dhéna tú airgiod de, agus ceingeola tú an tairgiod suas ann do láimh, agus racaiḋ tú don náit noċ ṫoiġfeas do Thiġearna Dia.

26. Agus do bheura tú an tairgiod sin ar gach ní a mbia dúil ag hinntinn ann, ar dhamhaibh, nó ar chaoiribh, nó ar fhion, nó ar dhigh láidir, gidh bé ní bus toil led inntinn, agus iosa tú ann sin a bfhiadhnaise do Thighearna Dé, agus do dhéana tú gáirdeachus, tú féin, agus do mhuinntir.

27. Agus an * Lebhitech bhias táobh a stigh dot dhoirsibh ní thréigfe tú é, óir ní bhfuil roinn ná oighreacht aige maille riot.

* Caib. 12. 19.

28. A ndeireadh trí mbliadhan do bheura tú amach deachmhadh do bhisigh uile an bhliadhna sin féin, agus cuirfe tú a ttaisge i dtaobh a stigh dot dhoirsibh.

29. Agus tiucfaidh an Lebhitech do bhrígh nach bhfuil roinn nó oighreacht aige maille leatsa, agus an coimhightheach, agus an dilleachta agus an bhaintreabhach atá táobh a stigh dot dhoirsibh, iosaid agus bíaid sáithach, ionnus go mbeannóchaidh do Thighearna Dia tú ann gach uile obair do láimhe noch do ní tú.

---

## Cáib. 15.

ACcionn gach * seachtmhadh bliadhan do dhéana tú fuasgladh.

* Lebhit, 25. 2. 4.

2. Agus sé so modh an fhuasgailte, gach duine bhearas éinni ar áirleagadh dá chomharsain, scaoilfe sé é, ní dhéana sé éigion ar a chomharsain, nó ar a dhearbhrathair do chionn gur bé fuasgladh an Tighearna goirthear de.

3. O anagnach iarrfa tú é a ris, achd an ní dot chuid atá ag do dhearbhrathair fuaisgeoladh do lámh é.

4. As amháin a núair nach béid bocht bur measc: óir beannóchaidh an Tighearna go mór tú ann sa dúthaigh tug do Thighearna Dia dhuit dá sealbhughadh mar oighreacht.

5. Acht amháin má eisdir go dúthrachtach re guth do Thighearna Dé, do thabhairt aire go gcoimheoltá na haitheanta so uile, noch aithnighimsi dhiot a niugh.

6. Oir do bheannaigh do Thighearna Dia tú mar do gheall sé dhuit, * agus do bhéara tú áirleagadh do mhórán cineadhach, acht ní iarrfa tú áirleagadh; agus riaghlóchu tú ós cionn mórain cineadhach, acht ní riaghlochaidhsion ós do chionnsa.

* Caib. 28. 12.

7. Má bhíonn láimh riot duine bocht, aon dot dhearbhraithribh táobh a stigh daon dot dhoirsibh ann do dhúthaigh, noch do bheir do Thighearna Dia dhuit, ní chruaidheocha tú do chroidhe, agus ní druidfe tú do lámh ód dhearbhrathair bhocht.

8. Acht oisceola tú do lámh go fairsiong dhó, agus do bhéara tú dhó ar áirleagadh go deimhin go lór chum a riachtanais ann sa ní is easbhaidh dhó.

* Math. 5. 42. Luc. 6. 34.

9. Tabhair aire nach biadh smuaintiughadh ad dhrochchroidhe ga rádh, atá an seachtmhadh bliadhan, bliadhan an maithmheachuis, ag druidion rinn: agus nach biaidh do shúil go holc a naghaidh do dhearbhrathar boicht, agus nach ttiubhra tú éinni dhó, agus go néighfidh sé ar an TTighearna a taghaidh, agus go mbia na peacadh ort.

10. Do bheura tú ní dhó go deimhin, agus ní biaidh doilbheas ar do chroidhe an tráth bheuras tú dhó é: do bhrígh go mbeannóchaidh do Thighearna Dia tú ar son an neithesi ad uile oibrighibh, agus ann gach uile ní iona gcuirfe tú do lámh.

Oir ní sgarfaid na boicht choidhche ris a ndúithche: uime sin cuirimsi dfiachaibh orrtha dá rádh, oisceola tú do lámh go fairsing dot dhearbhrathair dot bhochd féin, agus dot riachtanach féin ann do dhúthaigh.

12. Agus * má reacthar do dhearbhrathair Eabhruidhe fir nó Eabhruidhe mná riot, agus go mbiaidh ag seirbhis dhuit go ceann sé mbliaghan, ann sin ar an seachtmhadh bliadhain, léigfe tú dhó imtheacht saor uait.

* Exod. 21. 2. Jerem. 34. 14.

13. Agus a nuáir ċuirfios tú
amaċ sáor uáit é, ní léigfe tú ḋó
imṫeaċt uáit folaṁ.

14. Cuirfe tú leis go fairsing as
do ṫréud, agus as hurlár, agus
as do ċuid fíona, ḋá gaċ ní le ar
bennuiġ do Ṫiġearna Dia tú do ḃéara
tú ḋósan.

15. Agus cuimneoċa tú go raiḃ
tú féin a nḋáoirsi san Egipt, a-
gus gur fuasguil do Ṫiġearna Dia
tú; uime sin aiṫniġimsi an ní si ḋiot a
niuġ.

16. Agus is amluiḋ ḃias, má ḋeir
sé riot, ní imeoċa mé uáit; do ċionn
gur gráḋuiġ sé tú agus do ṫiġ,
do ḃríġ go ḃfuil sé go maiṫ ad fo-
ċair.

* Exod. 21. 6. 17. * Ann sin glacfa tú meanaḋ,
agus cuirfe tú tré na ċluáis ann sa
ḋorus é, agus biaiḋ sé na ṡeir-
ḃiseaċ agad go bráṫ: agus mar an
gcéadna ḋéanas tú red ḃanóglaiċ.

18. Ná bioḋ na ċruás ort a niuġ
ċuirfeas tú sáor uáit é, óir do ḃí
sé ḋó commaiṫ ré seirḃiseaċ tuarus-
ḋail, ag ḋéanaṁ seirḃise ḋuit sé blia-
ḋna; agus beannoċaiḋ do Ṫiġearna
Dia tusa ann gaċ uile ní ḋa nḋéana
tú.

* Exod. 34. 19. 19. * Gach uile ċéadġeineaḋ firionn
ḋá ttiucfa óḋ alba, agus óḋ ṫréud,
naomṫoċaiḋ tú ḋot Ṫiġearna Dia iad:
ní ḋéana tú obair ar biṫ le céadġein
do bó, agus ní lomfa tú ċlóṁan do
ċáoraċ.

20. Íosa tú é a bfiaḋnuisi do
Ṫiġearna Dé gaċa bliaḋna, san náiṫ
noċ ṫoiġfeas an Tiġearna, tú féin a-
gus muinntir do ṫiġe.

* Lebhit. 22. 20. Caib. 17. 1. Eccles. 35. 22. 21. * Agus má bionn cáiḋe ar biṫ
ann, má bionn bacaċ no cáoċ, no ḋroċ
aimeim ar biṫ air, ní ḋéana tú iodḃairt
ḋe ḋot Ṫiġearna Dia.

22. Íosa tú é táoḃ a sṫiġ ḋot
ḋoirsiḃ, ionann iosas an ḋuine neam-
ġlan agus glan é, mar an poc fionn
agus mar an gcáirrfiaḋ.

* Caib. 12. 16. 23. 23. * Amháin ní iosa tú a fuil,
ḋóirtfe tú ar an ttalaṁ i amuil uisge.

## CAIB. 16.



Coiṁéd * mí Abib, agus * Exod. 12. 2. &c.
cuimnuiġ an Cháisg ḋot
Ṫiġearna Dia; óir is * * Exod. 13. 4.
a mí Abib tug do Ṫiġ-
earna Dia amach as an Egipt tú
an sa noiḋċe.

2. Do ḋéana tú ar a nadbarsan
iodḃairt na Cáisg ḋot Ṫiġearna Dia
ḋon ṫréud, agus ḋon alge, * san * Caib. 12. 5.
náiṫ ann a ttoiġfiġ an Tiġearna a
ainm do ċur.

3. * Ní iosa tú arán loibin leis: * Exod. 12. 15.
seaċt lá iosas tú arán gan loibin leis,
eadhon arán na trioblóide, (óir táinic
tú amaċ as crić na hEgipte go
deifrech,) chor go gcuimneoċa tú an
lá táinic tú amaċ as crić na hE-
gipte feaḋ laeṫeaḋ do ṡaoġail.

4. * Agus ní faicfiḋior arán loi- * Exod. 34. 25.
bin a nḋáiṫ ḃeanus riot ar feaḋ seaċt
lá, ní mó maṫfior ainġreim ḋon ḟeóil
ḋá nḋéana tú iodḃairt an ċéaḋlá tráṫ
nóna, go maiḋin ar na ṁáraċ.

5. Ní féadann tú iodḃairt na Cáisg
do ḋéanaṁ táoḃ a sṫiġ ḋáon ḋorus
ḋá ttug do Ṫiġearna Dia ḋuit.

6. Aċ san náiṫ toiġfeas do Ṫiġ-
earna Dia do ċur a ainma ann, ann sin
do ḋéana tú iodḃairt na Cáisg tráṫ
nóna ag dul síos don ġréin, fá nam
a ttáinic tú amaċ as an Egipt.

7. Agus róstfa agus iosfa tú é
san náiṫ toiġfeas do Ṫiġearna Dia,
agus fillfe tú ar maiḋin, agus
raċaiḋ tú ḋot lóistinḃ.

8. Sé lá iosas tú arán gan loi-
bin, agus an seaċtmaḋ lá biaiḋ coim-
ċruinniuġaḋ sollamanta agad ḋot
Ṫiġearna Dia, agus ní ḋéana tú ainġné
oibre ann.

9. * Seaċt seaċtṁuine ⁊ coiṁáirfios tú * Lebhit. 23. 15.
ḋuit féin, tosuiġ coiṁéaḋ na seaċt
seaċtṁuine ó nam ar tosuiġ tú an cor-
rán do ċur sa ngort.

10. Agus coiṁḋéana tú féusta na
seaċtṁuineaḋ

ſollamanta dot Thighearna Dia maille
re tabhartus saorthoilghiolla do láimhe,
noch bhéaras tú dot Thighearna Dia do
réir mar do bheannuigh do Thighearna Dia
tú.
11. Agus do dhéana tú gáirdeachus a
láthair do Thighearna Dé, tú féin, agus
do mhac, agus hingion, hóglach, agus
do banóglach, agus an Lebhitech noch
atá taobh a stigh dot dhoirsibh, agus
an coimhightheach, agus an dilleachta a-
gus an baintreabhach bhias bhur measc
san náit noch toighfeas do Thighearna
Dia do chur a anma ann.
12. Agus cuimhneocha tú go raibh
tú ad dhaoine daor san Egipt, agus
coimhlíonfa tú, agus do dhéana tú na
reachta so.
13. Coimhlíonfa tú féusta na ttabernaclach seacht lá iar na éis tú do chruin-
niughadh do choda arbha, agus fiona a
stéch.
14. Agus do dhéana tú gáirdeachus
an féusta tú féin, agus do mhac, a-
gus hingion, agus hóglach, agus do
banóglach, agus an Lebhitech agus
an coimhightheach, agus an dilleachta, a-
gus an baintreabhach atá taobh a stigh
dot dhoirsibh.
15. Seacht lá coimhlíonfas tú féusta
sollamanta dot Thighearna Dia san
náit noch toighfeas an Tighearna, do
chionn go mbeannéochaidh do Thighearna Dia
tú ion huile bhuinne, agus ion huile
oibreacha do lámh, uime sin go deimhin do
dhéana tú gáirdeachus.
16. * Tri huaire san mbliadhain
taisbhénfaid huile fearrdha a bhiadhsi
do Thighearna Dé ann sa náit noch
toighfeas sé: a bféusta a narán
gan laibhin, agus a bféusta na
seachtmhaineadh, agus a bféusta na ttab-
ernaclach, agus ni tiocfaidh * folamh
a láthair an Tighearna.
17. Do bhéara gach énduine uadh mar
bhias a chumus, do réir beannuighthe do
Thighearna Dé noch tug sé dhuit.
18. Do dhéana tú breitheamhain, agus
oifigidh ion huile dhoirsibh do bhéir do
Thighearna Dia dhuit ar fed do threabh

*Exod. 23. 14. & 34. 23.

*Eccles. 35. 4.

uile, agus do dhéanaid breitheamhnus a
do phobal maille re breitheamhnus
ceart.
19. Ni dhéana tú coimhéigneadh brei-
theamhnuis, ni tiubhra tú meas ar *
pearsannaibh seach a chéile, agus ni
ghéubha tú cumha; óir dallaidh an chumha
súile na ndaoine eagnaidhe, agus
aoimillidh briathra na bfirén.
20. An ni bhias ro cheart is é
leanfas tú, chor go mairfe tú, agus
go ngéubha tú oighreacht a nfearainn do
bhéara do Thighearna Dia dhuit.
21. Ni chuirfe tú dhuit féin gar-
rán ar bith crann láimh ré haltóir do
Thighearna Dé noch do dhéana tú dhuit
féin.
22. * Agus ni mó chuirfios tú io-
mháigh ar bith suas dhuit féin, noch
fuathuighios do Thighearna Dia.

*Exod. 23. 8.

*Lebhit. 26. 1.

## Caib. 17.

NI dhéana tú bulóg ar bith
dioóbairt dot Thighearna
Dia, nó caora a mbia
ainimh no gráin ar bith:
óir is adhfuathmhar sin ag do
Thighearna Dia.
2 Má gheibhthior bhur measg taobh
a stigh dot dhoirsibh, noch tug do Thigh-
earna Dia dhuit, fear nó bean do rinne
coir ghráineamhail a radharc do Thigh-
earna Dé a mbriseadh a chunnartha,
3. Agus go ndeachaidh agus gur
sheirbhisigh dée eile, agus gur adhradh
iad, an grian no an ghealach no éinni
do sluagh nimhe nach ar aithin misi.
4. Agus go ninneostar dhuitsi é,
agus go gcuala tú, agus gur cheistigh
tú go duthrachtach é, agus féuch mar
fíor é, agus an ni dearbhtha gur hoib-
righeadh a leithéid sin dadhfuathmhar a
Nisrael:
5. Ann sin do bhéara tú an fearsin
amach nó an bheansin, noch do rinne
an

an dhroichni sin go nuige do dhoirsi,
an fear nó an bhean chéadna sin, a-
gus clochfa tú lé clochuibh iad nó
go neaguid.

* Ubhre. 5. 30. Caib. 3. 19. 15. Math. 18. 16. Eoin. 8. 17. 2. Cor. 13. 1. Eabh. 10. 28.

6. *Do réir bheil dhá fhiadhuin nó
thrí bhfiadhan cuirfigher chum báis an
té thuillfeas bás; acht ar son glóir
fhiadhnuisne amháin ni cuirfigher chum
báis é.

7. Biaidh láma na bhfiadhan air ar
tús dhá chur chum báis, agus na dhiáigh
sin láma an phobail uile: marsin
chuirfios tú an tolc ar siubhal uáit
gan a bheith bhur measg.

8. Má éirghionn cúis bháis ró chruaidh
ort a mbreitheamhnus idir fhuil agus
fhuil, idir eidhliodh agus eidhliodh, agus
idir bhuille agus bhuille, do chúisibh
imreasuin taobh a stigh dot dhoirsibh:
ansin éireochá tú, agus racha tú
súas san náit thoighfeas do Thighearna
Dia:

9. Agus tiucfa tú gus na sa-
gartuibh Lebhiteech, agus gus an mbrei-
theamh bhias ann is na láethibhsin, agus
ceisteochuidh tú, agus taisbéanfuidh
dhuit breath an bhreitheamhnuis.

10. Agus do dhéana tusa do réir
a nordhuighe thaisbéanuidh dhuit an dhrong
bhias don náit sin, noch thoighfeas do
Thighearna, agus do bhéra tú dot aire
a dhéanamh do réir ghach a ttheagoscuidh
dhuit.

11. Do réir órduighthe an dlighe
mhuinfid siad dhuit, agus do réir an
bhreitheamhnuis inneosuidh dhuit, do dhéana tú:
ni chláonfa tú ó nórdughadh thaisbéanuidh
dhuit air a láimh dheis nó ar a láimh
chlé.

12: Agus an duine do dhéanas go
heasurramach, agus nach éistfidh ris
a tsagart noch sheasas ann sin do min-
istrálas a lathair do Thighearna Dé,
nó ris an mbreitheamh, fuileonguidh an
duine céadna sin bás: agus cuirfe tú
an tolc ar siubhal ó Israel.

13. Agus cluinfid an pobal uile,
agus biaidh eagla orra, agus ni dhéanuid
easurradhas ni is mó.

14. A nuair thiocfas tú don duthche,
do bheir do Thighearna Dia dhuit, a-
gus sealbhochus tú í, agus áitreabhus
tú innte, agus déara tú, cuirfe mé
Righ ós mo chionn do ghnós na gcineadhach,
uile atá um thimchioll.

15. Cuirfe tú ar gach uile chor an
té sin na Righ ós do chionn, noch thoighfeas
do Thighearna Dia, aon a measc do
dhearbhráithreach chuirfios tú na Righ ós
do chionn: ni fhéadann tú coimhigheach do
chur ós do chionn nach bhfuil na dhearbhrá-
thair agad.

16. Ach ni chruinneochuidh sé iomad
each dhó féin, ni mó bhéarus sé fa deara
ar an bpobal filleadh don Négipt,
chor go méideochadh sé eich dhó féin:
do bhrigh go ndubhairt an Tighearna
ribh, ni fillfidhe ó so amach san tslighe
chéadna.

17. Ni mó chruinneochus sé iomad
ban do féin, chor nach bhfillfid a chroidhe
ar ais, agus ni mó chruinneochus sé
dhó féin aniomad óir nó airgid.

18. Agus is amhluidh bhias, a nuair
shuighfios sé a ccathaoir a rioghachta
go sgriobhtha sé dhó féin cóib an dlighe-
si ann a leabhar, amach as leabhar da
mbia a bhfiadhnuisi na sagart Lebhi-
teach.

19. Agus biáidh sin aige, agus
léighfidh sé ann ar fead laetheadh a shao-
ghail; chor go bhfoghluimfidh sé eagla a
Thighearna Dé do bheith air, briathra an
dlighesi uile do chomhlíonadh agus na
reachtasa dá ndéanamh.

20. Ionnus nach ttóigfidh a chroidhe
súas ós cionn a dhearbhráithreach, agus
nach bhfillfe sé a leattaoibh ón naithne
ar a láimh dheis nó ar a láimh chlé, ar
chor go bhfaideochá sé a láethe iona
rioghachta é féin, agus a chlann a lár
Israel.

## Caib. 18.

* Uibhr. 18. 20. Caib. 10. 9.
* 1 Cor. 9. 13.

NI bfuighid na sagairt lebitigh, agus treb * lébi uile roinn nó oighreacht a nIsrael: * iosaid siad ofrála an Tighearna dognid lé teinidh, agus a oighreas.

2. Uime sin ni bfuighid oighreas ar bith a measg a ndearbhráithreach, sé an Tighearna a noighreasan mar a dubhairt sé riu.

3. Agus budh é so ceart na sagart ón pobal, ón droing ofráluis iodhbairt, ma dam nó ma caora; go ttiubhraid don tsagart an slinneán, agus an dá ghiall, agus an méudal.

4. Céadtoradh harbhair mar an ccédna, agus fíona, agus hola, agus primhidil lomraidh do chaorach do bheura tú dhó.

5. Oir do thogh do Thighearna Dia eision amach as do threabhaibh uile do sheasamh do dhénamh seirbhíse a nainm an Tighearna, é féin, agus a mhic go brath.

6. Agus má thig Lebhitheach as aon dot dhoirsibh amach as Israel uile, mar a ndearna sé comhnuighe, agus má thig sé maille re toil a inntinne don náit thoighéas an Tighearna:

7. Ann sin do dhéna sé miniostralas a nainm a Thighearna Dé mar do nid a dhearbhráithre uile na Lebhitigh sheasas ann sin a bfiadhnuisi an Tighearna.

8. Do ghebhaid riuid ra chéile re ithe taobh amuich don ni thig ó mhalairt a athardhas.

9. A nuair thiucfas tú don dúthaigh do bheir do Thighearna Dia dhuit, ni foghlumfe tú dhénum do réir adhuathmhaireachd na ccineadhach sin.

* Lebhit. 18. 21.

10. Ni bhfuighthior búr measc énduine bheurus a mac nó a ingin * dul thríd an tteinidh, nó ghnáthuighior fáistine, nó coimhedaighe aimsior, nó geasadóir, nó lucht pisreog,

* Lebhit. 20. 27.
* 1 Sam. 28. 7.

11. * Nó draoi, nó fear déanta coingle re lenán sith, nó fáistineach no * dhroibhelneach.

12. Oir a nuile dhuine do ni na neithesi is adhuathmhar don Tighearna iad, agus do chionn na ngrainemhlasasa do dhibir do Thighearna Dia amach romhad iad.

13. Biaidh tú iomlán ag do Thighearna Dia.

14. Oir do uimhlighedar na cinedhacha noch sealbhochus tú do lucht adharta aimsear, agus do lucht fáistine; acht ar do shonsa níor fhuiling do Thighearna Dia dhuitsi sin do dhénamh.

* Eóin. 1. 45. Gniómh. 3. 22. & 7. 37.

15. * Tóigéabhaidh do Thighearna Dia fáidh dhuit as do lár féin amach, dot dhearbhráithribh, mar misi; dhó sin umhlochtaoi.

* Exod. 20. 19.

16. Do réir a nuile neithe dar iarr tú ar do Thighearna Dia an Horeb a ló an chomhchruinnighe * ga rádh, ná cluinim a rís guth mo Thighearna Dé, agus ná faicim an teinidh rómhórsa ní is mó, cor nach bfuighe mé bás.

17. Agus a dubhairt an Thighearna riomsa, is maith a dubhradar ar labhradar.

* Eóin. 1. 45. Gniomh. 3. 22. & 7. 32.

18. * Tóigéabhaidh misi dhóibh fáidh amach as a ndearbhráithribh féin budh cosmhuil riotsa, agus cuirfe mé mo bhriathra ann a bhéul, agus laibheoraidh sé riu a nuile ni dá naitheonadhsa dhé.

19. Agus is amhla biaas, gidh bé ar bith nach éisteabhaidh rem bhriathraibhsi noch laibheorus seision am ainmsi, béuraidh cuntus de ann.

20. Ase an fáidh gebhus do labhairt, nó laibheorus a nainm Dée oile, éugfidh an fáidh sin go deimhin cum báis.

21. Agus má deir tú ad chroidhe, cionnus biaas fios an focail nár labhair an Tighearna agad?

22. A nuair laibheorus fáidh a nainm an Tighearna, muna ttí an ni sin

sin a gcríc nó nac biaiḋ mar sin, sé sin an ní nár labair an Tigherna, ach do labair an fáiḋ go handáṫtuchach: ní biaiḋ eagla ort roimhe.

## Caib. 19.

ANuáir gheárrfas do Thighearna * Dia amach na pobuil, noc a ttugan do Thighearna Dia a nduthce dhuitsi, agus tiucfas tusa ann a náit, agus áitreabhas tú ann a gcaithreachaibh, agus ann a ttighthibh: * Caib. 12. 29.

2. * Cuirfe tú ar leit trí caithreaca duit féin a meadhon tíre, noc do beir do Thighearna Dia duit dá sealbhughadh. * Exod. 21. 13. Uibhr. 35. 10. Jos. 20. 2.

3. Do dhéna tú slighe ullmhughadh duit féin, agus roinnfe tú imlechríochadh, noc do beir do Thighearna Dia duit doighreacht, a ttrí cuid, cor go bfédfadh gac dúnmharbhtóir teitheadh ann sin.

4. Agus sé so cás an dúnmharbhtóra teitheas ionnus go ma féidir leis maireachtain; gidh bé marbhus a chomharsa go neamhciontac nac ar fuathaigh sé san naimsir do chuáiḋ thairis é.

5. Mar atá a nuáir théid duine fa choill le na chomharsain do ghearradh coilleadh, agus go ttiubhra a lám buille don tuáigh do ghearradh an chroinn síos, agus go nimeocha an tuágh don tsámtaigh, agus go mbuailfidh dá chomharsain, agus go bfuighe bás, teithfig seision go caithraigh diobh sin, agus biaiḋ beo.

6. Deagla go leanfaḋ dioghaltac na fola an dúnmharbhtóir an fead do biaḋ a chroiḋe te, agus go mbéaradh sé do cion na slighe do beit fada, agus go marbhfeadh é, ar son nár chóir a bás do tabhairt, do cionn nac raibh fuath aige ré san naimsir roimhe sin.

7. Ar a nadhbharsin aitheanaimsi diotsa ga rádh, cuirfe tú trí caithreaca ar leit duit féin.

8. Agus má mhéaduighionn do Thighearna Dia do theorana (mar do mhionnaigh sé dod aithribh) agus go ttiubhra duit an duthce oile noc do gheall sé dod aithribh.

9. * Má choimhédann tú na haitheanta so uile dá ndéanam, noc aitheanaimsi diot a niugh, grádh do beit agad ré do Thighearna Dia, siubhal choidhce iona slightibh; * ansin cuirfe tú trí caithreaca oile a ccionn na ttrí gcaithreach-sa duit féin. * Caib. 12. 20. * Jos. 20. 7.

10. Ionnus nach dóirtfidh fuil neamhciontac ann do duthce, noch do beir do Thighearna Dia duit mar oighreacht; mar sin nac biaḋ fuil optsa.

11. Ach má fuathaighionn duine ar bit a chomharsa, agus go mbiáiḋ a bfoluighe ré, agus go néireochaidh ré, agus go mbuáilfiḋ go marbhtach é, cor go bfuighe bás, agus teithig sé go caithraigh diobhsa.

12. Ann sin cuirfid seanóraiḋ a chaithreac féin síos ré, agus do bhéradh leo as sin é, agus do bhéradh ó lám dioghaltaigh na fola é dá chur chum báis.

13. Ní biaiḋ truaighe ag do shúil dó, ach cuirfe tú uáit coir na fola neamhciontaighe ó Israel, cor go racaiḋ go maith duit.

14. Ní átrochuḋ tú teorann fearainn do chomharsan, noc do chuireadar fada ó sin ann hoighreachta noc sealbhuighes tú ann sa duthce do beir do Thighearna Dia duit dá sealbhughadh.

15. * Ní lór finnfiadhnuisi amháin déirghe a naghaidh duine ar bit ar son liceirt nó ar son peacaidh ar bit iona bpeacaighionn sé: as béul dá fiadhan, nó as béul trí bfiadhan dearbhocthar an chúis. * Uibh. 35. 30. Caib. 17. 16. Math. 18. 16. 2 Cor. 13. 1. Eabh. 10. 28.

16. Má éirighionn fiaḋnuighe bréige suas a naghaidh duine chum fiaḋnuise do dhéanam na aghaidh san ní nac ceart.

17. Ann sin seasfaid an dias edir a mbia an tionnsgan a lathair an Tigher-

na, a latha na sagart, ⁊ a latha na mbreitheamh bias is na laethibh sin.

*Sean. 19. 5. 9. Sus. 62.

18. * Agus do dhéanaid na breitheamhain fiafruighe dhicciollach, agus féch mar fiadhain bréige an fiadhain sin, agus go ndearnaidh fiadhnaisi bréige a nagaidh a dhearbhrathar:

19. Ann sin do dhéantaoi ris mar do shaoil seision do dhéanamh re na dhearbhrathair: mar sin dibeorus tú an tolc ó beith bur measc.

20. Agus an drong bias beo cluinfid sin, agus biaidh eagla orra, agus ni dhéanaid ó sin amach a leithéid sin dulc bur measc.

21. Agus ni biaidh truaighe ann do shúil, ach rachaidh * anum ar son anma, súil ar son súile, fiacail ar son fiacaile, lámh ar son láimhe, agus cos ar son coise.

*Exod. 21. 23. Lebbit. 24. 20. Math. 5. 38.

---

## CAIB. 20.



Nuáir rachus tú amach do throid a naghaidh do námhad, agus do chífe tú eich agus carbaid, agus daoine is lia na tú féin, ná bíodh eagla ort rompa: óir atá do Thighearna Dia maille riot, noch thug amach as crích na Hegipte tú.

2. Agus is amhla bias a nuáir thiucfaidhe láimh ris an ccath, go ttiucfaidh an sagart chuguibh, agus go laibheoraidh ris an bpobal.

3. Agus déara sé riu, éistigh ó a Israel, atátaoi ag dul a niugh a ndáil chatha a naghaidh bur námhad; ná lagtuigheadh bur ccroidhthe, agus ná criothnuighidh, agus nar mó bias uathbhas oruibh ar a son sin.

4. Oir sé bur TTighearna Dia an té théid libh do throid ré bur námhuid, da bur ttarrthail.

5. Agus laibheoraid na hoifigidh ris an bpobal ga rádh, cia hé an duine sin do rinne tigh nuadh, agus nach ar thoirbhir é? imthigheadh sé, agus filleadh dá thigh, deagla go muirbfidh é san chath, agus go ttoirbheoradh duine oile é.

6. Agus cia hé an duine do chuir fíneamhuin, agus nach duáigh dá toradh? imthigheadh seision mar an gcédna, agus filleadh dá thigh, deagla go muirbfidh é san chath, agus go niosadh duine eile dhí.

* Caib. 24. 5

7. * Agus cia hé an duine thug geallamh dá mnaoi, agus nach ttug chuige í? imthigheadh sé, agus filleadh dá thigh, deagla go ttuitfeadh san chath, agus go mbéradh fear oile leis í.

* Breith. 7. 3

8. Agus laibheoraid na hoifigidh tuilleamh ris an bpobal, agus déaraid siad, * cia hé an duine atá eaglach nó lagchroidheach? imthigheadh sé, agus filleadh sé dá thigh, deagla go laigeochadh croidhe a dhearbhraithreach mar a chroidhe sion.

9. Agus is amhla bias a nuáir do dhéanaid na hoifigidh críochnughadh ar a ccomhrádh ris an bpobal, go ndéanaid siad caiptinigh ós a sluágh, do threorughadh na ndaoine.

10. Mar thiocfa tú a bfogus do chathraigh do throid na haghaidh, ann sin fuagair síothcháin dí.

11. Agus is amhluidh bias, má bheir sí freagra síothchánta ort, agus osgladh romhad, ann sin is amhluidh bias, a mbiaidh do dhaoinibh inte beith fa áirdchíos agadsa, agus ag seirbhís duit.

12. Agus muna ndearna síth riot, acht go ndéana sí cogadh ad aghaidh, ansin cuirfe tú forlongphort re na haghaidh.

13. Agus a nuáir sécodas do Thighearna Dia ad láimh sí, marbhfe tú gach firionnach inte le faobhar an chloidhimh.

* Jos. 8. 2

14. Ach na mná, agus na daoine beaga, agus * a náirnéis, agus a nuile ní da mbia san chathraigh, a headáil uile, do béara tú chugad féin iad,



agus

aguſ ioſa tú eadáil do námad, noċ
ṫug do Thigerna Dia duit.
15. Mar ſo dénaſ tú riſ na
caiṫreċuib uile atá ro fada uait,
naċ bfuil do caiṫreċuib na gcineadaċ
ſa.
16. Aċh do caiṫreċuib na ndaoi-
neſi, noċ do beir do Thigerna Dia
duit mar oigreaċt, ni ſaorfa tú beo
éini an a mbia anal.
17. Aċh ſcriosfa tú tríd amaċ
iad, mar atá na Hiṫitiġ, aguſ na
Hamoritiġ, na Cananitiġ, aguſ na
peiriſitiġ, aguſ na Hibitiġ, aguſ
na Iebuſitiġ, mar do aiṫin do Thig-
erna Dia diot.
18. Chor naċ múinfid dib a dénam
do réir a nuile gnaiṫemlaſ do rin-
eadarſan dá ndeeib; mar ſin do dén-
taoiſi peacad a naġaid bur tTigerna
Dé.
19. A nuáir biaſ tú re haguid
caiṫreċ a bfad ag dénam cogaid
na haġaid ċum a gabála, ni ġerrfa
tú a gcrainn ag bualad tuáige ionta:
oir ioſfa tú iṫe diob, aguſ ni ġerr-
fa tú ſioſ iad, (óir ſé crann an
maċaire [beaṫa] an duine) dá ccur a
bfeidm anſa eċampa.
20. Amáin na crainn a naiṫeonuid
tú naċ crainn toruid iad, leagfa tú,
aguſ gerrfa tú ſioſ, aguſ do dénna
tu túr diob re haguid na caiṫreċ
biaſ a ccogad riot, nó go ngab-
tar í.

# CAIB. 21.



A ġeibtior duine marb ſan
tír noċ do beir do Thig-
erna Dia duit dá ſealbu-
ġad, na luiḋe ſan maċaire,
aguſ gan fioſ cia ma-
rb é.
2. Ann ſin tioċfaid do ſenóiriġe,
aguſ do breiṫeaṁuin, aguſ toimeoſuid
ċum na ccaiṫreaċ atá timcioll an ti
muirbfiġer.
3. Aguſ iſ amluid biaſ, an caṫair
buſ foiġſe don duine marb, glac-
fuid ſenóiriġhe na caiṫhreċ ſin
colpaċ, le nar hoibriġeaḋ, aguſ nar
tarruing anſa cuing.
4. Aguſ beurſuid ſenóiriġe na
caiṫreċ ſin an ċolpaċ ſioſ go glenn
garb naċ ar trebad, aguſ naċ ar
cuireaḋ, aguſ gerrfuid anſin a muinel
don ċolpuiġ anſa ngleann.
5. Aguſ tiucfuid na ſagairt mic
Lebi a laṫair (óir iſ iad do ṫoġ do
Thigerna Dia do miniostralaſ dó, ⁊
do beannuġad a nainm an Tigerna a-
guſ iſ le na mbreiṫir crioċnuiġṫer
gaċ uile imreaſain, aguſ gaċ uile
buille.)
6. Aguſ niġfid ſenóiriġe na cai-
ṫreċ ſin uile iſ foicſi don duine marb
a lámaóſ cionn na colpuiġ dar baineaḋ
a ceann anſa ngleann.
7. Aguſ freagoruid, aguſ a
déruid, ni hiad ar lámainne do dóirt
an fuilſi, ni mó do ċonncadar ar
ſuile é.
8. Bí trócaireċ a Thigerna dot
ṗobal Iſrael, noċ do fuaſgail tú, a-
guſ ná cuir fuil neimċiontaċ a leiṫ do
ṗobail Iſrael: aguſ maiṫfiġer an fuil
dóib.
9. Mar ſin cuirfeaſ tú uait coir
na fola neimċiontuiġ ó beiṫ eadruib,
a nuair do dénna tú an ni iſ ceart a
radarc an Tigerna.
10. A nuáir raċuſ tú amaċ do
ċaṫuġad a naġuiḋ do námad, aguſ má
ṫug do Thigerna Dia ad lámuib iad,
aguſ gur gab tú iad na mbraiġdib,
11. Aguſ go bfaicionn tú a measc
na mbraiġde bean degmaiſeċ, aguſ
a mbia duil agad inte, go mad mian
leat a beiṫ agad na mnaói:
12. Ann ſin do béra tú don baile
i dot ṫiġ, aguſ bearrfa ſi a ceann, a-
guſ berfa ſi a hingne di.
13. Aguſ cuirfe ſi a culaid
braiġdiorguiſ di, aguſ fanfuid an do
ṫiġſi, aguſ biaid cumaid a haṫar,
aguſ

agus a máthair sinne mi iomlán, agus na dhiaigh sin do dhéna tú bean di, agus budh tú a fear, agus budh sí do bhean-sa.

14. Agus is amhla bhias, muna raibh dúil agad inte, ansin do bhéra tú cead di dul mar as toil lé féin, as ní reocfa tú í ar énchor ar airgiod, ní dhéna tú ceannaidhe di, do bhrígh gur uirisligh tú í.

15. Má bhíonn dias ban ag duine, bean ionmhuin, agus bean neimhionmhuin, agus go mbérdaois clann dó, an bhean ghrádhach, agus an bhean fuathmhar, agus go madh leis an mnaoi fuathmhair an céidghin mac.

16. Is eadh bhias de sin, a nuair do bhéra sé selbh dá macaibh don ní bhias aige, nach bhféadfa céidghin do dhénamh do mhac na mná ionmhuinne, roimhe mhac na mná neimhionmhuinne, (noch) as é go deimhin an céidghin.

17. Acht aidmheochaidh sé mac na mná nach ionmhuin leis mar a chéidghin, maille ré roinn dhúbalta do thabhairt dó dá gach uile ní bhias aige, óir is eision cláochúghadh a neirt, is leis ceart na céidghine.

18. Má bhíonn mac ceannláidir easúmhal ag duine nach umhloeochaidh do ghlór a athar, nó do ghlór a mháthar, nach umhloeochaidh dóibh a nuair smachtóchaidh é.

19. Ann sin glacfaidh a athair, agus a mháthair é, agus bhéraid amach é chum sinnsear a chaithreach féin, agus go doras a áite:

20. Agus déaraid ré sinnsearaibh a chaithreach: an mac-sa againne atá sé borb easúmhal, ní umhluighionn sé dar nguth, atá sé craosach misgeamhail.

21. Agus clochfaidh lucht a chaithreach uile é lé clochaibh, nó go raibh marbh: mar sin chuirfeas tú an t-olc ar gcúl uait, agus cluinfidh Israel uile sin, agus bhiaidh eagla orra.

22. Agus má ní duine coir thuillios bás, agus go mbia dá chur chum báis, agus go crochfa tú ré crann é:

23. Ní bhiaidh a chorp ar fead na hoidhche san chrann, acht adhlocfaidh tú ar gach éanchor an lá sin féin é: * óir an té crochtar, atá sé mallaighthe ó Dhia, ionnus nach truaillochthar an fearann noch do bheir do Thighearna Dia dhuit mar oighreacht. * Gal. 3. 13

---

CAIB. 22.

Ní * faicfe tú damh nó caora do dhearbhráthar ar seachrán, agus tú féin dfolach orthu: do bhéara tú ar gach éanchor ar ais chum do dhearbhráthar iad. * Exod. 23. 4.

2. Agus muna raibh do dhearbhráthair láimh riot, nó muna feadair tú cia hé, ann sin do bhéara tú chum do thighe féin é, agus biaidh agad nó go lorgairidh do dhearbhráthair na dhiaigh, agus aiseogaidh tú dó a rís é.

3. Mar an gcéadna do dhéana tú ré na asal, agus is mar sin do dhéna tú ré na éadach, agus ré gach éinní théid a mugha ó do dhearbhráthair noch do léig sé a mugha, agus fuair tusa; do dhéana tú mar an gcéadna: ní féadann tú thú féin dfolach.

4. Ní faicfe tú asal nó damh do dhearbhráthar ag tuitim ar a tslighe, agus tú dot folach féin orra; cuideochaidh tú leis go deimhin a ttógbháil suas a rís.

5. Ní chuirfidh an bhean uimpe éinní is cóir don fhior, ní mó chuirfios an fear culaidh mná uime: óir an méid do ní sin is gráinemhlas ag do Thighearna Dia iad.

6. Má theagmhann nead éin romhad ar a tslighe a ccrann nó ar talamh, más éunlaith nó uighe bhias ann, agus an máthair na luighe ar na héunaibh no ar na huighibh, ní ghéaba tú an mháthair maille ris na hóguibh.

7. Acht léigfe tú ar gach éanchor an

an máṫair dimṫeir, agus glacfuid tú na héin ċugad, ċor go ṙachuid go maiṫ dhuit, agus go bfeadfa tú do láeṫe d'faduġaḋ.

8. A nuáir do ḋéana tú tiġ núaḋ, annsin do ḋéana tú caissiolloċta ar a úaċtar, ċor naċ ttairrngeongá tú fuil ar do ṫiġ, má ṫuitionn éanduine ḋe.

9. Ní ċuirfe tú ṫfíneamhuin le síolta éagsamhla, d'eagla go ttruaillfid toraḋ an tsíl do ċuir tú, agus toraḋ na fíneamhna.

10 Ní ḋéana tú treabhaḋ lé dam, agus le hassal a néinfeacht.

* Lebhit. 19. 19.
11. * Ní ċuirfe tú umad culaid do ṡórtuib éagsamhla, mar olann, agus do lion a néinfeacht.

* Vibhr. 15. 38.
12. Do ḋéana * tú duit fabhra ar ċeiṫre ceaṫramnuib do ċulaid le bfoileoċa tú (ṫú féin.)

13. Má beir éanduine bean, agus go mbia aice, agus go bfuáṫeoċuid í,

14. Agus go ttiubhra cúis ċainnte uirre, agus go ttoigeobhuid droch ṫúarusgbáil uirre, agus go naibeora; ṫug mé an beansa, agus a nuair do bí mé aice ní bfuáir mé na maiġdin í.

15. Ann sin béaruid aṫair agus maṫair an cailín comarṫa ógaḃa an ċailín léo go sinnsearuib na caiṫreaċ ansa ngeata.

16. Agus déara aṫair an ċailín ris na seanóiruib, ṫug mé m'inġion don ḟiorsa na mnaói, agus ṫug sé fúaṫ dí.

17. Agus feuċ, ṫug sé cúis ċainnte na haġuiḋ, gá ráḋ, ní bfuair mé hinġion na maiġdin: giḋeaḋ is iad so comarṫuiḋe ógaḃa minġine, agus leaṫneoċuid siad an téadaċ a bfiaḋnuisi ṡinnsior na caiṫreach.

18. Agus glacfuid seanóiriġe na caiṫreaċ an fearso, agus smaiseoċuid é.

19. Agus cuirfid siad cáin ċéud bpiosa airgid air, agus do béaruid sin d'aṫair an ċailín, do ċionn gur ṫóig sé droċ ainm ar maiġdin Israel: agus biáiḋ sisi na mnaói aige, ní féadfuid sé a cur úaḋ ar feaḋ a ṡáoġail.

20. Ach ma bionn an ní so fírinneaċ, agus naċ bfaictear comarṫuiḋe ógaḃa don ċailín.

21. Ann sin do béaruid siad an cailín amaċ go dorus tiġe a haṫar, agus cloċfuid muinntir a caiṫreaċ lé cloċuib í, nó go néuga sí; do ċionn go ndéarna sí leime an Israel, striapaċus do ḋéanam a ttiġ a haṫar; mar sin ċuirfiḋe an tolc ar ccúl uaib.

22. * Mái ġeibṫear fear ag luiḋe le mnaói gá mbia fear pósta, annsin báiseoċṫar iad araon, an fear do luiġ leis an mnaói, agus an bean: mar sin ċuirfeas tú olc ar gcul ó Israel. * Lebhit. 20. 10.

23. Má bionn cailín bias na maiġdin a ngeallaḋ ag fior, agus go bfuiġe duine ansa caṫruiġ í, agus go luiġfid lé.

24. Ann sin do béarṫaoi iad araon amaċ go geata na caiṫreach, agus cloċpuiḋe lé cloċuib iad nó go bfuiġid bás; an cailín do ċionn nar éiġ sí ar mbeiṫ dí ansa ccaṫruiġ; agus an fear do ċionn gur ṫruaill sé bean a ċomarsan: mar sin ċuirfiḋe an tolc ar gcúl uáib.

25. Ach má ġeib duine cailín ar a mbia geallaḋ pósta ar na maċairib, agus go néigneoċuid an fear í, agus go luiġfe lé; annsin cuirfiġear an fear amáin ċum báis do luiġ lé.

26. Ach ní ḋéana tú éinní ris an ccailín, ní bfuil coir ar biṫ ansa ċailín ṫuilleas bás: óir mar éiriġios duine a naġuiḋ a ċomarsan, agus marbas é, is marsin atá an ċúis si.

27. Oir fuáir sé san maċaire í, agus do éiġ an cailín ar a raib dam-gean pósta, agus ní raib éinneaċ do ċuideoċaḋ í.

28. * Ma ġeib duine cailín bias na maiġdin, agus gan í pósta, agus a héigniuġaḋ, agus luiḋe lé, agus go mbeirṫear orra: * Exod. 22. 16.

29. Ann sin an té do luiḋ lé, do béara dá haṫair cáogad secel airgid, agus biáiḋ sí na mnaói aige, do ċionn

gur

gur umluiġ sé í, ni ḟéadann a cur uaiḋ
ar feaḋ a ṡaoġail.

*Lebbit. 18. 8. 30. * Ni ġeabha duine bean a aṫar
ċuige, agus ni noċtfuiḋ sé náire a
aṫar.

---

## CAIB. 23.

AN té loitter iona ċloċuiḃ,
nó a ngearrtar a boill feic-
réideaċa de, ni raċuiḋ a
ccoiṁċruinniuġaḋ an Tig-
earna.

2. Ni raċaiḋ bastard a ccoim-
ṫionól an Tiġearna: go nuige an deaċ-
ṁaḋ glún ni raċuiḋ sé a steaċ a
a gcoimṫionól an Tiġearna.

*Nehem. 13. 1. 3. * An Tammoniteach, agus an
Moabiteach ni raċuiḋ siad a gcoimtio-
nól an Tiġearna: eadhon, go nuige an
deaċṁaḋ glún, ni raċuiḋ a gcoimtionol
an Tiġearna go bráṫ.

4. Do ḃriġ naċ ttangadar ċugaiḃ
le harán, agus le huisge an sa tsli-
ġe a nuair ṫangabhar amaċ as a Né-
*Vibhr. 22. 5. 6. gipt, agus do ḃriġ gur ċeannċadar *
Balaam mac Beor as Petor na
Mesopotámia a taġuiḋ ċum ṫusa do
ṁalluġaḋ.

5. Giḋeaḋ nior eist do Ṫiġearna
Dia re Balaam, ach do iompóiġ do
Ṫiġearna Dia an malluġaḋ na beannu-
ġaḋ duitsi, do ḃriġ gur bionmuin le
do Ṫiġearna Dia ṫú.

6. Ni iarrfa tú a sioṫċáin nó a
gconaċ ar feaḋ do ṡaoġail.

7. Ni ḟuaṫoċa tú Edomiteach, óir
is dearbhráṫair duit é: ni ḟuaṫoċa tú
Egipteach do ċionn go raḃuis ad coimi-
ṫeaċ iona ṫír sé.

8. An ċlann ḃeirṫear dóiḃ raċaiḋ a
ccoimṫionól an Tiġearna iona ttreas
ngineleach.

9. A nuair raċus an sluaġ amaċ
a naġuiḋ do náṁaḋ, an sin coiṁéad tú
féin ar gaċ uile droiċ ni.

10. Má bion duine eigin eadruibh naċ
bia glan tre ṡalċar ḃeanas dó san
noiḋċe, ansin raċaiḋ sé amaċ as an
ccampa, ni ṫiucfa sé táoḃ a steach
don ċampa.

11. Acht as amluiḋ biaś a nuair
ṫiucfas an tráṫnóna, niġfiḋ sé é
féin le huisge, agus a nuair raċas
an ġrian faói tiocfa sé don ḟos-
lungport a ris.

12. Biaiḋ agad mar an gcéadna
áit táoḃ amuiġ don ḟoslungport mar
a raċa tú amach.

13. Agus biaiḋ sluasad agad ar
harm, agus is amluiḋ biaś, a nuair ḟóil-
meoċus tú ṫú féin, toiċeoluiḋ tú leis
sin, agus iompoċuiḋ tú ar hais, agus
foileoċuiḋ tú an ni ṫig uait.

14. Óir siuḃluiġ do Ṫiġearna Dia
a lár do ċampa dot cumdaċ ⁊ do
ṫabhairt do náṁad suas ad ḟiaġnuisi:
ar a naḋbarsin biaiḋ do ċampa náom-
ṫa, go naċ bfaiciḋ seision ḃinni salaċ
ionnad, agus go bfillfeaḋ sé uait.

15. Ni ṫiubra tú da ṁaiġistir an
seirbiseach noċ ṫáinic ó na ṁaiġistir
ċugad.

16. Coiṁneoċuiḋ sé at ḟoċair, eadhon
eadruiḃ san náit ṫoiġfeas sé, ann aon
dot doirsiḃ mar a ttaiṫneann ris: ni
ṡáiréoċa tú é.

17. Ná bioḋ striapach ar biṫ din-
ġionuiḃ Israel, ná Sodomiteaċ do ṁacuiḃ
Israel.

18. Ni ṫiubra tú tuarusdal stri-
apuiġe, nó luaċ madruiḋ go tiġ do
Ṫiġearna Dé ar son móide ar biṫ:
óir is aṫḟuaṫmhar iadsó araon dot
Ṫiġearna Dia.

*Exod. 22. 25. Lebbit. 25. 36. Psal. 15. 5. 19. * Ni ṫiubra tú áirleagaḋ ar
ússaireaċt dot dearbhráṫair, ússaireaċt airgid,
ússaireaċt biḋ, ússaireaċt neiṫe ar biṫ áir-
leaċtar ar ússaireaċt.

20. Do ċoimiḋteaċ feaduiḋ tú áir-
leagaḋ do ṫabhairt ar ússaireaċt, as dot
dearbhráṫair ni ḟéadann tú áirleagaḋ do
ṫabhairt ar ússaireaċt; ċor go mbeannéo-
ċaiḋ do Ṫiġearna Dia tú ann gaċ
uile ni iona ccuirfe tú do lám ann sa
tír a tteiḋ tú dá sealbuġaḋ.

*Ecclus. 5. 4. 21. A * nuair do ḃéara tú móid dot
Ṫiġearna

Thighearna Dia, ná cuir ar cáirde
a chomhlionadh: óir iarrfaidh do Thigh-
earna Dia cuntus ort ann go deimhin,
agus do bhiadh na peacadh ort.
22. Acht muna ttuga tú móid,
ni bia na peacadh ort.
23. Gidh bé ni do chuáidh amach as
do bheul, coimhédfa tú, agus coimhlion-
fa tú é; eadhon an nofrail thoilemhuil
do réir mar do móidigh tú dot Thi-
ghearna Dia, noch do gheall tú léd bheul.
24. A nuáir thiocfas tú go gáir-
ridh fínemhna do chomarsan; ansin is
éidir leat caora fínemhna do sáith
dithe ar do thoil féin, as ni chuirfe
tú éinni ann do soithech.
25. A nuáir thiucfas tú a ngort
do chomarsan, an sin féadaidh tú na
deusa do tharruing * lé do láimh, as ni
cuirfe tú corrán a narbhar do
chomarsan.

Math. 12. 1. Mar. 2. 23. Luc. 6. 1.

## CAIB. 24.

A Nuáir * do bhéara fear bean,
agus pósas sé í, agus
go ttéigeomhaidh nach bfuighe
sí grádh ar bith úadh, do
chionn go bfuáir sé neimhghlaine éigin
inte: ansin sgriobhadh sé di sgribhinn
dealuighe, agus tugadh di ann a láimh
é, agus cuireadh amach as a tigh í.
2. Agus a nuáir imtheochas sí a
tigh, is éidir lé imtheacht, agus beith na
mnáoi ag fear oile.
3. Agus má fúathuighionn an dara
fear í, agus sgribhinn dealuighe do sgrio-
badh di, agus go ttiubhra di ann a
láimh í, agus a cur amach as a tigh;
nó má gheibh an fear deirionach bás do
ghabh chuige na mnaoi í:
4. Ni fédann an céidfear do chuir
uadh í, a glacadh chuige a ris na mnaoi,
tar éis a truáillighe: óir is adfúa-
thmhar sin a bfiadhnuisi an Tighearna,
agus ni tiubhra tú fa dheara don

* Math. 5. 31. & 19. 7. Mar. 10. 4.

duthche peacughadh, noch do bheir do Thi-
ghearna Dia dhuit mar oighreacht.
5. * A nuáir do bheir duine bean * Cab. 20. 7.
nuadh, ni rachaidh sé amach chum an co-
gaidh, ni mó chuirfighear cúram éinneithe
air: ach biáidh sé sáor san mbaile
an feadh bliadhna, agus do dhéana
sé sólás dá mhnáoi noch tug sé.
6. Ni glacfa éanduine cloch iachtair
nó uachtair mhuilinn a ngeall: óir glacaidh
sé anum duine a ngeall.
7. Má gheibhthear duine ag goid
éanduine dá dhearbhraithribh do chloinn Is-
rael, agus go ndéan sé marsantacht dhe,
nó go ndiolfaidh é, ansin báisfeochthar
an gaduidhe, agus cuirfe tú an tolc
ar gcúl uaibh.
8. Tabhair haire a * bplaigh na lu-
bhra go gcoimhédfa tú go dúthra- * Lebhit. 13. 2.
chtach, agus go ndéana tú do réir
a nuile neithe mhúinfid na sagairt Le-
bhitecha dhuit: mar do aithin misi dhóibh-
san, mar sin coimhéadfuidhisi dhéanamh.
9. Cuimhnigh cred do rinne do Thi-
ghearna Dia re * Miriam ionsa tslighe,
tar éis teacht amach dhaoibh as an Ne- * Uibhr. 12. 10.
gipt.
10. A nuáir do bhéara tú einni ar
áirleagadh dot dhearbhráthair, ni rachaidh
tú a steach dá thigh do bhreith gill
úadh.
11. Seasfa tú amuigh, agus an té
dá ttiubhra tú áirleagadh, do bhéara
seision amach chugad an geall.
12. Agus má bhionn an duine bocht,
ni choideola tú, agus a gheall agad.
13. Ar gach uile chor go bhéara tú
a gheall dó a nuáir théid an ghrian
faoi, chor go bfeadfa codladh iona
éadach féin, agus beannochaidh sé thusa,
agus biáidh so na fíréantacht duit
a lathair do Thighearna Dé.
14. Ni sáraigheocha tú éintsearbhfoghantaidhe
tuarasdail dá mbia bocht nó daidhbhir,
dot dhearbhraithribh no dot choimhitheachaibh
noch atá ann do dhuthche táobh a stigh
dot doirsibh.
15. Iona ló cinnte do bhéara tú * * Lebhit. 19. 30. Tobit. 4. 13.
a thuarasdal dó, agus ni rachaidh an
ghrian síos air; óir atá sé bocht, agus
cuiridh

chuir ſé a ḃroiḋe é: deagla go néigſeoḋ ſé ad aghaidh ar an Tighearna, agus go mbiaḋ na peacaḋ ort.

* 2 Riogh 14. 6. 2 Croin. 25. 4. Ier. 31: 29, 30 Ezech. 18. 20.

16. * Ni cuirfidhear na haithre cum báis ar ſon na cloinne, nó an clann cum báis ar ſon na naithreaḋ; báiſeocthar gach duine ar ſon a ċoire féin.

17. Ni ċlaonfa tú breitheamhnas an coimhthigh, nó an dilleachta, agus ni ġlacfa tú ḟoach baintreabhaigh a ngell.

18. Ach cuimhneochaiḋ tú go rabhais féin do ſclábhuiḋh ſan Négipt, agus gur ḟuaſcuil do Thighearna Dia as ſin tú; air a naobharſin aitheantaim ſi diot an ni ſo do ḋeanamh.

* Lebbit. 19. 9. & 23. 22.

19. * A nuáir bhearfas tú trógmhar ar an machaire, agus dearmeodus tú punann annſa machaire, ni raċa tú a ris ar a ceann: biaiḋ ſin ag an ccoimhthigheach, ag an ndilleachta, agus ag an mbaintreabhaigh, chor go mbeanneochaiḋ do Thighearna Dia tú an uile oibrighiḃ do láṁ.

20. A nuáir ḃuailfios tú do ċrann ola, ni raċa tú do ſpionaḋ na ngéag a ris; biaiḋ ſin ag an ccoimhtheach, ag an ndilleachta, agus ag an mbaintreabhaigh.

21. A nuáir chruinneochas tú gnáparaiḋ ḟinemhna, na dioghluim na diaigh ſin: biaiḋ ſin ag an ccoimhtheach, ag an ndilleachta, agus ag an mbaintreabhaigh.

22. Agus cuimhneocha tú go raibh tú ad daoirſeanach a ccrich na Hégipte: uime ſin aitheantaim ſi diot an ni ſo do ḋeanamh.

Caib. 25.

MA bhion imreaſain idir dhaoinibh, agus go ttiucfaid cum breitheamhnuis, cum go ndeindis na breitheamhain breitheamhnus eatorra; an ſin ſaorfaid an ḟireun, agus daimneochaid an ciontach.

2. Agus is amhlaiḋ biás, ma tuilleann an ciontach a ḃualaḋ, go ccuirfiḋ an breitheamh ar a ḃeith ſíos, agus gabáil air dá lathair féin do réir a ċoire a nuimhir áirithe.

* 2 Cor. 11. 24

3. * Ceathrachad buille ḟéudus ſé ḃualaḋ air, agus gan dul tairis: deagla dá mbuáilfeaḋ é ós a ċionn ſin le mórán buillead, go mbia do dearbhráthair tarcuiſneach ad radharc.

* 1 Cor. 9. 9. 1 Tim. 5. 18.

4. * Ná cuir ſrian leis a ndamh a nuáir ſaltras amach an tarbhar.

* Math. 22. 24. Mar. 12. 19. Luc. 20. 28. Rut. 4. 7.

5. * Má ċommuighid dearbhráithre a bfochair a ċéile, agus go néugá nean díob agus gan clann aige, ni pósfa bean an tí ċuaiḋ déug, amuigh re coimhthigheach: biaiḋ dearbhráthair a fir aice, agus béuraiḋ chuige na mnaói í, agus coimhlíonfa oifig dearbhráthar a fir di.

6. Agus is amhla biás an ċéidghin noch béarus ſi go mbiaiḋ a náit anma a dearbhráthar ḟuáir bás, chor nach ccuirfidhear a ainm amach as Iſrael.

7. Agus muna ttaithnid leis a nóglach bean a dearbhráthar do ġlacaḋ chuige, annſin éirgeaḋ bean an dearbhráthar ſuas gus an ngeata, mar a mbéid na ſeanóirigh, agus deanadh ſi riu, do diult dearbhráthair * mhic ſíos do thógbháil ſuas ainm a dearbhráthar a Niſrael: ni háill leis oifig dearbhráthar mhic do ċoimhlíonaḋ.

8. Annſin goirfid ſinſir a ċathrach é, agus laibheorfaid ris, agus má ſeaſann ſeiſion na naghaiḋ, agus go naibeora, ni taithnionn riom a tabhairt:

9. Ann ſin tiucfaiḋ bean a dearbhráthar chuige a lathair na ſinſear, agus ſcaoilfiḋ ſi a bróg dá ċois, agus buáilfe ſi ſeile na ḟoḋan, agus freagorraiḋ ſi dá ráḋ, mar ſin do deantar ris an té nach ccuireann tigh a dearbhráthar ſuas.

10. Agus goirfidhear dá ainm a Niſrael, tigh an té ar a ndeachaiḋ a bróg ſcaoilte.

11. A nuáir teigeomhas imreaſain idir duine agus duine eile, agus go ttiucfa bean ḟir aca a lathair

do

do ṫárṫáil a fir ó láim an té buái-
lios é, agus go ccuirfe si a lám a-
maċ agus go mbéurfuid ar balluib sec-
réideaċa air.
12. Ann sin gerrfa tú a lám di,
ni biáiḋ truáiġe ag do ṡúil di.
13. Ni biáiḋ agad ann do ṁála com-
ṫrum sgramla, comṫrom mór, agus
comṫrom beg.
14. Ni biáiḋ agad ann do ṫigh
miosúr tomuis sgramla, mór agus
beg.
15. Ach biáiḋ agad comṫrom iom-
lán ceart, agus miosur iomlán ceart
bias agad, ċor go bfaideocṫar do
láeṫe an sa talaṁ, noċ do beir do
Thiġerna Dia duit.
16. Oir an ṁéid do ni a leiṫéidsin,
agus an ṁéid do ni go héigceart, a-
táid na naoḃfúaṫmuigṫer ag do Thiġer-
na Dia.
* Exod. 17.8. 17. * Cuimnig cred do riñe Ama-
lec riot ansa tsliġe a nuáir ṫanga-
bair amaċ as an Négipt.
18. Cioñus ṫárla sé riot ansa
tsliġe, agus do buáil an ċuid deiġio-
naċ duaóib, eadon an ṁéid do bí anbfann
ad diáiġ a nuáir do bí tú lag, agus
corrṫa, agus naċ raib egla Dé air.
19. Uimesin is amluiḋ bias a nuáir
bérus do Thiġerna Dia suáimnios
duit ód naiṁdib uile fa gcuáirt ad
ṫimċioll ansa duṫċe do beir do Thi-
ġerna Dia duit mar oiġreaċt da sel-
búġaḋ, go ccuirfe tú amaċ cuimne
Amalec ó beiṫ faói neṁ, agus ni
dermoda tú é.

## CAIB. 26.



Agus is amluiḋ bias a nuáir
ṫiocfas tú a steċ ansa
tir, noċ do beir do Thi-
ġerna Dia duit mar oiġ-
reaċt, agus selbocus tú í, agus coim-
neocus tú inte:
2. Go nglacfa tú don ċéadtoraḋ do
nuile ṫoraḋ na talṁun, noċ bainfes
tú dot ḟearann do beir do Thiġerna
Dia duit, agus cuirfe tú a mbas-
caéid é, agus raċa tú don náit ṫoiġ-
fes do Thiġerna Dia do ċur a anma
ann.
3. Agus raċa tú ċum an tsa-
gairt bias ann ansna laéṫib sin, a-
gus déara tú ris, admuiġim a niug
dom Thiġerna Dia go ttáinic mé
don duṫċe do ṁionnuiġ an Tiġerna
dar naiṫrib do ṫabairt duinn.
4. Agus glacfa an sagart an
bascaéid as do láim, agus leigfiḋ
ar lár é a bfiaḋnuise altóra do
Thiġerna Dé.
5. Agus laiḃeóra tusa, agus
déara tú a bfiaḋnuisi do Thiġerna
Dé, do bí maṫair na Siriánaċ réiḋ
ċum dula seaċaḋ, agus do ċuáiḋ sé
sios don Négipt, agus do riñe cuáirt
ann sin le beagán muintire, agus
ṫáinic annsin ċum beiṫ na ċineaḋ mór
ċumasach daóineach.
6. Agus do bádar na Hégiptiġ
go holc dar ccioñ, agus do ġort-
tuiġeadar sinn, agus do ċuireadar
daóirse ċruáiḋ orruinn.
7. Agus a nuáir do éiġeamar air
ar Ttiġearna Dia ar naiṫreadh, do
ċualuiḋ an Tiġearna ar nguṫ, agus
do ḟéuċ air ar ccráḋ, agus air ar
saoṫar, agus air ar sárugaḋ.
8. Agus ṫug an Tiġerna amaċ
sinn as an Négipt lé láim láidir, a-
gus lé riġ sinte amaċ, agus lé
húaṫbás mór, agus lé comarṫuib, a-
gus lé hiongantuib.
9. Agus ṫug sé a steaċ don
náitsi sinn, agus ṫug an duṫċe si
duinn, eadon duṫċe ṫuilltiġios do
baiñe agus do ṁil.
10. Agus a nois féuċ ṫug mé
liom céadṫoraḋ a ḟearuinn, noċ ṫug
tusa dam, ó a Thiġearna, agus
cuirfe tú a bfiaġnuisi do Thiġear-
na Dé é, agus adarfa tú a bfiaġ-
nuisi do Thiġearna Dé.
11. Agus do déana tú gáirdeaċus
ré

re gaċ líni maiṫ, noċ ṫug do Thiġ-
earna Dia ḋuit féin agus dot tiġ,
tusa agus an Lebiteċ, agus an
coimiṫeċh atá buḋ mesc.
12. A nuáir ċríoċnuiġios tú críċ ar
* Caib.14.28. gabáil * deaċmaḋ do ḃisiġ uile an
treas bliadain, bliaḋain gábala na
deaċmaḋ, agus go ttug tú í don Le-
biteċ, agus don coimiṫeċh, agus
don dilleaċda, agus don baintreaḃaiġ,
ionnus go ttiid taob a stig dot ḋoir-
sib, agus go mbéid sáiṫeċ:
13. Ann sin déara tú a laṫaiġ do Thi-
ġearna Dé, tug mé liom na neiṫe náom-
ṫa amaċ as mo ṫiġ, agus fós ṫug mé
iad don Lebiteċ, agus don ċoimiṫeċ,
agus don dilleaċda, agus don bain-
treabaiġ do réir uile aiṫeantasa,
noċ do aiṫin tú ḋiom; níor sáruiġ
mé haiṫeantasa, agus níor ḋearmaid
mé iad.
14. Ní ḋuaiġ mé ḋiob ann mo ḃob-
rón, ní mó ruġ mé líni aca liom ċum
úsáide neimġloine ar biṫ, ní mó ṫug
mé éini ar son an marḃ: aċt do éisd
mé re glór mo Thiġearna Dé, agus
do riṅe mé do réir gaċ líni da
aiṫin sé ḋiom.
15. * Féuċ a nuas ód áitreaḃ
* Isa. 63. 15. náomṫa, ó neaṁ, agus beannuiġ do po-
bal Israel, agus an ḋúṫċe ṫug tú
ḋúinn mar do mionnuiġis ḋar naiṫriḃ,
ḋúṫċe ṡileas bainne agus do
mil.
16. Anniu ló a niuġ do aiṫin do
Thiġearna Dia ḋiot na reaċtanna so do
ḋénam, agus na breiṫeamnais: ar a
naḋḃarsin coimédfa tú iad, agus do
ḋéna tú iad ód uile ċroiḋe, agus
léd hanam uile.
17. Do ḋaḋmuiġ tú a niuġ an Thiġ-
earna a beiṫ na Dhia agad, agus
imṫeaċt iona sliġṫib, agus iona reaċtuib,
agus a aiṫeanta do coiméd, agus a
breiṫeamnais, agus aire do tabairt dá
ġlór.
Caib. 7. 6. 18. * Agus do ḋaḋmuiġ an Tiġearna
ḋuitsi a niuġ gur tú a pobal áiriġ,
mar do ġeall sé ḋuit, agus go ccoim-
éda tú a aiṫeanta uile.
19. Agus go ndéna sé árd ṫú ós
cionn a nuile ċinead noċ do riṅe sé, a
moladh, agus a nainm, agus a nonóir
agus go mad héidir leis beiṫ mar po-
bal naomṫa ag do Thiġearna Dia, mar
a duḃairt sé.

## CAIB. 27.


AGus do aiṫin Maóisi maille
re sean óiriġiḃ Israel don
pobal, ga rád, coiméduiġ na
huile aiṫeanta, noċ aiṫni-
ġimsi ḋaóiḃ a niuġ.
2. Agus is amhluiḋ bias ar an lá a
raċṫaoi * tar Iordán anonn don ḋúṫċe * Ios. 4. 1.
do beir do Thiġearna Dia ḋuit, go
ccuirfe tú suas ḋuit féin cloċa
móra, agus a ndóbáil lé ḋóiḃ.
3. Agus sgrioḃṫa tú orra briaṫra
an dliġeasi uile a nuair raċus tú ṫairis
anonn, ċor go bfédfa tú dul a steaċ
don tír sin do beir do Thiġearna Dia
ḋuit, fearann ṡileas do bainne agus
do mil: mar do ġeall an Tiġearna Dia
haiṫreaċ ḋuit.
4. Uimesin is amhluiḋ bias a nuáir
raċṫaoi tar Iordán anonn, go ccuir-
fiḋe na cloċa so suas, noċ aiṫni-
ġimsi ḋaoiḃ a niuġ a sliaḃ Ebal, a-
gus do ḋéntaoi a ndóbáil lé ḋóiḃ.
5. Agus anna náitsin do ḋéna
tú altóir dot Thiġearna Dia, altóir
do ċloċuiḃ: ní tóigfe tú * suas uirnéis * Exod. 20. 25.
iaruinn ar biṫ orra. Ios. 8. 31.
6. Cuirfe tú suas altóir dot Thiġ-
earna Dia do ċloċuiḃ iomlána, agus
ofráilfe tú ioḋbarṫa loisge uirre
dot Thiġearna Dia.
7. Agus ofráilfe tú ioḋbarṫa
síoṫċána, agus iosa tú annsin, agus
do ḋéna tú gáirdeaċus a bfiaḋnuisi
do Thiġearna Dé.
8. Agus sgrioḃṫa tú ar na clo-
ċaiḃ uile briaṫra an dliġeasi go ro
soilléir.

9. Agus do labh. Maoisi, agus
na sagairt Lebiteċ ré Israel uile gá
rádh, tugaidh bur naire, agus éistigh
ó a Israel, aniosa ló so táinic tú
ċum beiṫ ad pobal ag do Thighearna
Dia.
10. Uimhleoċa tú ar a nádbharsin
do glór do Thighearna Dé, agus
coimhlionfa tú a aiṫeanta, agus a
reachta noċ fúagraimsi ort a niugh.
11. Agus do ċuir Maóise do cú-
ram ar an bpobal anṡa lá sin féin
dá rádh.
12. Béidh so na seasamh ar ṡliabh
Gerizim do bheannughadh an pobail a
nuáir raċtaoi tar Iordan anonn; Si-
meon, agus Lebi, agus Iúdah, agus
Issachar, agus Ióseph, agus Ben-
iamin.
13. * Agus seasfuid so ar ṡliabh
Ebal do mallughadh; Reuben, Gad, a-
gus Aser, agus Sebulon, Dan, a-
gus Naphtali.

* Daniel. 9. 11.

14. Agus laibeoraid na Lebitigh,
agus déaraid re cloinn Israel uile
maille re guṫ árd.
15. Go ma malluigh an duine do ní as
iomáigh ghrábálta nó leaghta, aṫfúaṫ-
maighes don Tighearna, obair láimh an fir
ceirde, agus ċuireas a monadh uáigh-
neach í: agus freagorid an pobal uile,
agus déaraid, amén.
16. Go ma malluigh an té ṫarcuis-
nighios a aṫair nó a maṫair: agus déara
an pobal uile, amén.
17. Go ma malluigh an duine aṫro-
ċus teoranna fearainn a ċomarsan: a-
gus déara an pobal uile, amén.
18. Go ma malluigh an té ċuirios
seaċrán ar an ndall as a ṡlighe: agus
déara an pobal uile, amén.
19. Go ma malluigh an té claonus
breiṫeamhnus an ċoimhidigh, an dilleachta,
agus na baintreabhach: agus déara an
pobal uile, amén.
20. Go ma malluigh an té luighios
le mnaói a aṫar, do ċion go nochtann sé
náire a aṫar: agus déara an pobal
uile, amén.
21. Go ma malluigh an té luighios
le na deirbhṡiair, inghion a aṫar nó
inghion a maṫar: agus déara an po-
bal uile, amén.
23. Go ma malluigh an té luighios
le na baincliamhain; agus déara an po-
bal uile, amén.
24. Go ma malluigh an té bhuailios
a ċomarsa a bfeill: agus déara an
pobal uile, amén.
25. * Go ma malluigh an té ghabhus
cuma do ċionn duine neimhċiontaċ do
marbhadh: agus déara an pobal uile, a-
mén.

* Exod. 21. 12.

26. * Go ma malluigh an té naċ
daingneoċa briaṫra an dlighe si uile
dá ccoimhlionadh: agus déara an pobal
uile, amén.

* Gal. 3. 10

## CAIB. 28.

AGus tiucfa a ccríċ, * má
éisteann tú go dúṫrachtach
re glór do Thighearna Dé,
do ċoimhlionadh, agus do
dhéanamh a aiṫeanta uile, noch
aiṫnighimsi díot a niugh, go ccuirfe
do Thighearna Dia suas tú ós cionn
gaċ uile ċineadh ar talamh.

* Lebit. 26.

2. Agus tiucfaid na beannaċa
uile ort, má éisteann tú ré glór do
Thighearna Dé.
3. Biaidh tú beannuighe sa ċaṫraigh, a-
gus biaidh tú beannuighe anṡa maċaire.
4. Budh beannuighe biás toradh do ċuirp,
agus toradh talmhan, agus toradh
háirnéisi, bisge do bó, agus bisgech
do ṫréud caorach.
5. Budh beannuighe do bascáeid, agus
do stór.
6. Budh beannuighe tú a nuáir ṫiucfas
tú a steaċ, agus budh beannuighe tú a
nuáir raċus tú amaċ.
7. Do bhéara an Tighearna fá dearadh do
naimhde noċ éirgheas suas ad aghaidh,
do bhualadh ad laṫair: tiucfaid amaċ a
néinṡlighe amháin ad aghaidh, a-
gus

agus teiṫfid romad a seaċt sliġ-
ṫib.
8. Fuaigeoraiḋ an Tiġerna a
beannuġaḋ ort ann do ṫig stóruis, a-
gus ann gaċ uile ni iona ccuirfe tú
do lám: agus beinneocuiḋ sé tú ansa
duiṫċe do beir do Thiġerna Dia
duit.
*Caib. 03. 9 &c. 9. * Daingneocuiḋ an Tiġerna tú
mar pobal náomṫa dó féin mar do
ṁionnuiġ sé duit, má ċoimhéadann tú
aiṫeanta do Thiġerna Dé, agus siu-
bal iona sliġṫib.
10. Agus do ċife na huile daóine
ar talum go ngoirfiġer tú a nainm
an Tiġerna, agus biáiḋ egla aca
romad.
11. Agus do ḋéna an Tiġerna
saiḋbir a maóin ṫú, a ttoradh do
ċuirp, agus a ttoraḋ háirnéisi, a-
gus a ttoraḋ do ṫalaim an sa
duiṫċe noċ do ṁionnuiġ an Tiġerna
dot aiṫrib do ṫabairt duit.
12. Oisceoluiḋ an Tiġerna a ion-
ṁus mait duit, neaṁ do ṫabairt fear-
ṫanna dot ḟearann na ham féin, agus
do beannuġaḋ uile oibreaċ do lám: a-
*Caib. 15. 6. gus do béara tú * áirleagaḋ do ṁó-
rán do ċineaḋaċaib, agus ni iarrfa
tú áirleagaḋ.
13. Agus do ḋéna an Tiġerna
ceann diot, agus ni hearball, agus
biáiḋ tú amáin a núasan, agus ni
biáiḋ tú a niosar: má éistionn tú re
haiṫeantuib do Thiġerna Dé, noch
aiṫniġimsi diot a niuġ, dá ccoiméad
agus dá gcoimhlionaḋ.
14. Agus ni raċa tú a leaṫtaoib
ó aonfocal dá labhruimsi riot a niuġ
ar a láim ḋeis nó ar a láim ċlé do
leanmhuin Dée oile do ḋéanam seirbhise
dóib.
*Lebbit. 26. 14. Thriabh. 2. 17. Mal. 2. 2. Baruc. 1, 20. 15. Ach * tiucfa a ccríċ, muna
numhluiġe tú do ġlór do Thiġerna
Dé, do ċoiṁéad a aiṫeanta uile do ċoim-
lionaḋ ⁊ a reaċta uile, noċ aiṫniġimsi
diot a niuġ, go ttiucfuid na mallaċsa sa
uile ort, agus go mbéaruid ort.
16. Biáiḋ tú malluiġ an sa ċaṫ-
raiġ, agus biáiḋ tú malluiġ an sa
machaire.
17. Biáiḋ do basgáeid, agus do
stór malluiġ.
18. Biáiḋ toraḋ do ċuirp mal-
luiġ, agus toraḋ ṫalmhuinn, bisleaċ do
bó agus do ṫréud cáorach.
19. Biáiḋ tú malluiġ a nuáir ṫiuc-
fas tú a steach, agus biáiḋ tú mal-
luiġ a nuáir raċus tú amaċ.
20. Cuirfe an Tiġerna malluġaḋ
ort, agus buáiḋreaḋ, agus mioċlú
an sa nuile ni iona ccuirfe tú do
lám dá ḋéanam, nó go ttuitfe tú, a-
gus go nimṫiḋ tú sgéċaḋ go hobann,
do ċion urċóide do ġniom lear ṫréig
tú misi.
21. Do béaruiḋ an Tiġerna fa dera
don ṗláiġ leanmhuiḋ diot nó go sgrios-
fa sé tú as an ttir a bfuil tú ag
dul dá sealbhuġaḋ.
*Lebbit. 26. 16. 22. * Buailfiḋ an Tiġerna tú le
cnaói, agus lé fiabhrus, agus le
hainteas, agus lé loscaḋ iomarcaċ,
agus leis an gcloiḋiom, agus le
teimiḋ, agus lé ġorṫruaiḋ: agus lean-
fuid siad tú nó go nimṫiġ tu sgéċaḋ.
23. Agus buḋ prás an spéir bías
ós do ċionn, agus iarann an talum
bías fúd.
24. Do ḋéna an Tiġerna luáiṫ-
reaḋ, agus criaḋfóg dfearṫuinn do duiṫċe:
a núas ó neaṁ ṫiucfa sé ort nó go
marbṫar ṫú.
25. Do béara an Tiġerna fa dera
do bualaḋ a laṫair do náṁad, raċaiḋ
tú amaċ a néintsliġe amáin na naġuiḋ,
agus teiṫfe tú a seaċt sliġṫib rompa,
agus áṫroċtar tú da gaċ ríoġaċt
ġas ar an ndoman.
26. Agus biáiḋ do ċorp na ḟeóil
ag éanlaiṫ a naieir uile, agus ag
beaṫaċuib na talṁan, agus ni ruaig-
fiḋ aonduine diot iad.
27. Buailfiḋ an Tiġerna ṫú lé
neascóidib na hÉgipte, agus leis na
hemoroidib, agus leis na gearbuib, a-
gus le toċus da naċ féadfuiġer do
leiġios.
28. Buáilfe an Tiġerna ṫú le
buile, agus le daille, agus le cuirċ
croide.

29. Agus do ḃéna tú lámaġán a
meḋon an laoi mar ġréimniġios an dall
san dorċadas, agus ní ḃéra tú biseċ
ann do sliġtib; agus biaiḋ tú bristé
amáin, agus millte go brát, agus
ní ḃideonaiḋ ḋuine tú.
30. Pósfa tú bean, agus luiġfe
duine eile lé: do ḋéna tú tiġ, agus
ní áitreḃa tú féin ann: *cuirfe tú fíneam-
ain, agus ní ċruinneoċa tú a cáora.
31. Marḃfuiġear do ḋam as coimne
do súl, agus ní iosa tú greim de:
béartar hassal ar éigin uáit as coimne
haiġte, agus ní haiseocṫar duit é;
béartar do ċáoiriġ dot náimdiḃ, a-
gus ní biaiḋ duine agad ḋainfeas a-
maċ iad.
32. Béartar do ṁic agus hin-
ġiona do ḋáoinib eile, agus do
ċífe do súile é, agus caillfid ort
lán dfonn a ttesa ċugad ar feaḋ
an laé: agus ní biaiḋ cumasa ar
biṫ ann do láim.
33. Íosaiḋ fineaḋaċa naċ aiṫnid
duit tórṫa do ḋúṫċe, agus do sao-
ṫair uile; agus biaiḋ tusa amáin fa
ḋáoirsi gus brúġaḋ a gcomnuiḋe:
34. Ionnus go mbia tú ar mire
tre radharc do súl, noċ do ċífeas
tú.
35. Buáilfiḋ an Tiġearna tú ann
do ġlúnaib, agus ann do ċossaib le
droċ bolguiḋ naċ éidir do slánuġaḋ
ó bonn do ċoise go mullach do ċinn.
36. Béarraiḋ an Tiġearna tú féin,
7 an Riġ ċuirfeas tú ós do ċionn, go
tír nár baiṫnid duit féin nó dot aiṫrib;
agus ansin do ḋéna tú seirbhis do
ḋéeib oile, do ċrannaib agus do ċloċaib.
37. Agus biaiḋ tú ad *uáṫbás,
agus ad sean-ráḋ, agus ad fórfocul
a measc na nuile ċineaḋ gus a mbéra
an Tiġearna tú.
38. * Béra tú mórán síl amaċ
fán macaire, agus ní ċruinneoċa tú as
beagán a steach: óir íosaiḋ na ló-
ċuistiġ é.
39. Cuirfe tú fíneamhna, agus
deiseoċa tú iad, giḋeaḋ ní ibṫe tú don
fhíon, agus ní ċruinneoċa tú na cáora,
óir íosaiḋ na péisté iad.

* Caib. 20. 6.

* 1 Riogh. 9. 7. Ierem. 24. 9. & 25. 9.
* Mic. 6. 15. Hag. 1. 6.

40. Béid crainn ola agad, ar feaḋ
do ṫeorann uile, as ní ungfa tú tú
féin leis a nola: óir sgeiṫfid do
ċrann ola.
41. Ginfe tú mic agus ingiona,
agus ní buḋ leat féin iad: óir ra-
ċaiḋ a mbraiġdionus.
42. Millfid na lócuistiġ do ċrainn
uile, agus tocar ṫalṁan.
43. An coimiḋṫeaċ biás bur measc
éireoċaiḋ sé súas ós do ċionn go ro
árd, agus isleoċair tusa go ro
íseal.
44. Do ḃéra sé áirleagaḋ duit, a-
gus ní tiubra tusa iasacht dósan;
biaiḋ sé na ċeann agad, agus buḋ tusa
an tearball.
45. Os a ċionn sin tiucfaiḋ na
mallaċṫasa uile ort, agus leanfaiḋ tú
agus béraiḋ ort nó go milltior tú,
do ċionn nár umlaiḋ tú do ġlór do
Thiġearna Dé, do ċoimeḋ a aiṫeanta,
agus a reaċta noċ do aiṫin sé ḋiot.
46. Agus béid siad ort mar ċo-
ṁarṫa, agus mar iongnaḋ ar do
sliocht go brát.
47. Do ċionn naċ ḋearna tú seirbhis
dot Thiġearna Dia lé gáirdeaċus, a-
gus le luṫġáir ċroiḋe ar son io-
madamlas an nuile neiṫe.
48. Uime sin do ḋéna tú seirbhis
dot náimdiḃ noċ ċuirfios an Tiġear-
na ad aġaiḋ, a nocrus, a ttart, a
dtárnoċtas, agus a riaċtanus gaċ
uile neiṫe; agus cuirfe sé cuing iar-
ainn ar do ṁuineul nó go sgriosfa sé
tú.
49. Do ḃéra an Tiġearna cineaḋ ó
áit imċian ad aġaiḋ, ó imiol an
domain comluaṫ agus eitiollus an
tiolar, cineaḋ naċ ttuigfe tú a ttean-
ga.
50. Cineaḋ gá mbia gnúis borb,
naċ bféċfaiḋ do ṗearsain ársaiḋ, a-
gus naċ ttaisbeanfaiḋ fabhar don
óg.
51. Agus íosaiḋ sé tocar hain-
ṁeisi, agus toraḋ ṫalṁan nó go mad
marḃ tú: noċ mar an ccéadna naċ
bfáguiḋ arbar nó fíon, nó ola, nó
breach

bhreach do bó, nó do ṫréud caorach, nó go sgriosfa sé tú.

52. Agus fuigfidh sé ad bun ann do uile dhoirsib nó go mbristior sios do balluidhe árda daingne ann ar ċuir tú do dóiġ ar fad do ṫíriċe; agus fuigfidh sé ad bun ann huile dhoirsib ar fad do ṫíre uile, noċ do ṫug do Thiġerna Dia duit.

* Lebhit. 26. 29. 2. Riogh. 6. 29. Triabh. 4. 10. Baruc. 2. 3.

53. * Agus iosfaidh tú toradh do ċuirp féin, feóil do mac, agus hingen (noċ do ṫug do Thiġerna Dia duit) ansa ċampa, agus ansa ċumgach lé millfid do naimhde tú.

54. Ionnus an té bias máoth bhur measg, agus ro dheġmhaisech go mbia a súil go holc a ttaobh a dherbhrá-thar, agus a ttaobh mná a brolluiġ, agus a ttaobh na bfuiġioll dá ċloinn fuiġfios sé.

55. Ionnus naċ ttiubhra sé dhéin-nech aca roinn dfeóil a ċloinne iosas sé, do ċionn nár fágbhadh ní ansa ċampa aige, agus ansa ċumgach lé mbuáidheoruidh do naimhde tú an do dhoirsib uile.

56. An bhen máoth maisech bias bhur measc, naċ luaiġfeadh bonn a coisi do buain ré talumh lé finiċltas, a-gus lé rimeiġe, biáidh a súil go holc a ttaobh fir a brolluiġ, agus a ttaobh a mic, agus a ttaobh a hin-ġine,

57. Agus a ttaobh a hóig ṫig amach as idir a dá cois, agus a ttaobh a cloinne noċ bhéirus sí: óir iosfuidh sí iad, dhuireasbhuidh nėiṫe eile, ar go secréideċ, sa ccampa agus ansa gcumgach lé mbuaidheoruidh do námhuidh tú ann do dhoirsib.

58. Muna ccoimhéda tú uile bria-ṫra an dliġeḋ dá ndhénamh mar atáid sgriobhṫa ansa lebharsa, ċor go mbia egla a nanma glórmhuir baoghluidhsi ort, DO THIGHEARNA DIA.

59. Annsin do bhéra an Tiġerna do pláġa iongantaċ, agus pláġa do ṡliċṫa, pláġa móra, agus marṫhanaċ a bfad, agus tinnios doilġe fadá-laċ.

60. Mar an gcédna do bhéra sé ort uile easláinteadh na hEgipte, roimhe a raibh egla ort, agus ceingeoluidh diot.

61. Mar an gcédna gaċ ṫinnesláinte, agus gach uile pláiġ naċ bfuil scrio-bhṫa a lebhar an dliġeḋsi do bhéra an Tiġerna iad sin ort nó go sgrios-tar tú.

62. Agus is beag a nuimhir fuiġ-fiġer dhíb, a monadh go rabhabhar mar réulta * neime ar iomadamhlas: do ċionn nar umhluiġ tú do ġuṫ do Thiġ-erna Dé. * Caib. 10. 22.

63. Agus tiucfaidh a ccrich, mar do ġáirdiġ an Tiġerna ós bhur ccionn-sa do dhénamh bhur maiṫeasa, agus da bhar mhéudughadh: marsin ġáirdeoċus an Tiġerna ós bhur gcionn dá bhur sgrios, agus do dhénamh neimhni dáoib; agus tairrngeongṫar sib as an ttal-umh a bfuiltí ag dul dá sealbhughadh.

64. Agus scapfuiġ an Tiġerna ar fud gaċ uile pobuil tú, ón gcionn go ċéile don talumh, eadhon gus an gcuir eile; agus ansin foiġeonuidh tú do dheeibh oile, naċ ar biul duit féin nó dot aiṫrib, eadhon do ċrannuibh agus do ċloċuibh.

65. Agus ni bfuiġe tú suáimnes ar bit a measc na gcinedhachsa, ni mó ġébhas bonn do ċoise socamal; ach do bhéra an Tiġerna duit ann sin croidhe criotánaċ, agus claoċlóġa radhairc, agus doilġios inntinne.

66. Agus biáidh hanum croiċte a gcuntabhairt as do ċoinne, agus biáidh egla ort do ló agus doiḋċe, agus ni biáidh daingion ar bit agad ar hanum.

67. Agus dhéra tú ar maidin, a Dhé naċ é an tráṫnóna tá ann, agus déura tu tráṫnóna, a Dhé naċ i an maidin atá ann, tré egla do ċroidhe lé mbia egla ort, agus tre radharc do súl noċ do ċifes tú.

68. Agus do bhéra an Tiġerna don Egipt a rís tu a longuibh ar an labhair mé riot ansa tsliġe, ni faicfe tú ni bus mó a ris í: agus annsin

reacfaiġer

sgcoruighear sibh re bhar naimdibh mar fearaibh
agus mar mnáibh dáora, agus ni
ceinneochaidh énduine sibh.

---

# CAIB. 29.

IS iad so briathra an chunnar-
ta noch do aithin an Tighearna
do Mhaóise do dhénamh ré
cloinn Israel a ttír
Mhoab, táobh amuigh don
chunnradh do rinne sé riu an Horeb.

2. Agus do ghoir Maóise ar Is-
rael uile, ⁊ a dubhairt riú, do * chonca-
bhair a nuile ni do rinne an Tighearna as
coinne bhur súl a ccrich na Hegipte
ré Pharao, agus ré na searbhfoghantaibh
uile, agus ré na dúthaigh uile;

3. Na catheaghthe mora do chonca-
dar do shúile, na comharthaidhe, agus na
hiongantta móradsin.

4. Gidheadh ni tug an Tighearna croidhe
dibhse le tuigsin, agus súile lé faic-
sin, agus cluasa lé héisdeacht gus an
lá a niugh.

Agus do threoruigh misi ceathra-
chad bliadhan sibh an sa bhfásach; níor
chríon bhur néadach umaibh, agus níor
dhreóigh do bhróg ar do chois.

6. Níor itheabhair arán, agus níor
ibheabhair fíon no deoch láidir, chor go
mbiadh a fios agaibh gur misi bhur Ttigh-
earna Dia.

7. Agus a nuáir thangabhair don
náitsi, tháinic Sihon Righ Hesbon, a-
gus Og Righ Basan amach ar naghaidh
chum catha, agus do bhuáileamar iad.

8. Agus do ghabhamar a ttír, a-
gus tugamar í mar oighreacht do na
Reubinitibh, agus do na Gaditibh, a-
gus do leath threibhe Mhanasseh.

9. * Coimhéadaigh ar a nadhbharsin
briathra an chunnartasa, agus déanaidh
iad, chor go rathaoi ar bhur naghaidh
an sa nuile ni do dhéntaói.

10. Seasaidh sibh uile a niugh a la-
thair bhur Ttighearna Dé; bhur ccap-
tinigh bhur ttreabh, bhur sinnsir, agus
bhur noifigidh, maille re fearaibh Israel
uile,

11. Bhur ndaóine beaga, bhur mná,
agus do choimhthigheach atá ann do champa;
ó ghearrthóir do chonnaidh go tarraingtheoir
huisge:

12. Chor go rachá a ccunnradh ré
do Thighearna Dia, agus iona mhionna,
noch atá do Thighearna Dia do dhénamh
riot a niugh.

13. Chor go ndaingneochadh sé tú
a niugh mar phobal dó féin, agus go
mbia na Dhia agad mar a dubhairt sé
riot, agus mar do mhionnaigh sé dot
aithribh do Abraham, do Isaac, agus
do Iacob.

14. Agus ni libh féin amháin do
nímse an cunnradhso, agus na mionna-
so:

15. Ach ris an té atá na sheasamh
againn a niugh a bhfiadhnuisi an Ttigh-
earna Dé, agus mar an gcédna ris
an té nach bhfuil na sheasamh againn
a niugh.

16. (Oir atá a fios agaibh cionnus do
chomhnuigheamar a gcrich na Hegipte, a-
gus mar thangamar thríd na crìochaibh
tré ar ghababhair.

17. Agus do chonncabhair a ngráineim-
las, agus a niodhail chrann, agus chloiche,
airgid agus óir, noch do bhí na measc.)

18. Deagla go mbiadh bhur measc
fear, nó bean, nó muintir, nó treabh, a
niompóighionn a chroidhe a niugh ón
Ttighearna Dia dimtheacht agus do fhrio-
thólamh do dhéeibh na ccineadhachso; deagla
go mbiadh bhur measc fréamh do bhéradh
uadh domlus agus mormónta.

19. Agus go ttiucfadh a ccrich
a nuáir chluinfios briathra na mallachtsa,
go mbeanneochaidh é féin iona chroidhe,
gá rádh, biaidh sith agum gidh go
siubholuigh mé a neasaontamhlacht mo chroidhe
féin ag cur meisge a gcionn an tar-
tha.

20. Ni toirgeola an Tighearna eis-
ion; as annsin lassfaidh fearg an Tigh-
earna, agus a éud a naghaidh an dui-
nesin,

* Exod. 19. 4.

* Caib. 4. 6.
2 Riogh. 21. 3.
Ios. 1. 7.

sin, agus luiġid na mallaċda atá
sgriobṫa san leabharso uile air, a-
gus sgriosfuiḋ an Tiġearna a ainm ó
[beiṫ] faói nëm.
21. Agus deileoċuiḋ an Tiġearna
é ċum uilc amaċ as treabhuiḃ Israel
uile, do réir mallaċ an ċunarṫa uile
atá sgriobṫa ansa leabharso an dliġe.
22. Iondus go naibeorthuiḋ na ginelach
ṫiucfas dá bhur gcloinn, noc éireoċus
súas bhur ndiáiġ, agus an coimiṫeach
thucfas ó ċrich imchéin, a nuáir
do ċifid pláġa na tíre sin, agus an
tinnios do leg an Tiġearna uirre;
23. Agus gur ruiḃ, agus salann,
agus loscaḋ a ferann uile, go naċ
ccuirfiġer i, agus nach ttiubhra to-
raḋ, no nach bfásann luiḃ ar biṫ uirre,
do réir millte * Shodom, agus Gho-
morrah, Admah agus Sheboim, noċ
* Gen. 19. 24. 25.
do mill an Tiġearna iona feirg, agus
iona díoġultas.
24. Fa deóiġ go naibeorruiḋ na
* Riogh. 9. 8. Jerem. 22. 8.
huile ċineḋáċa, * cred as a ndearr-
na an Tiġearna marso ris an ttír-
se? cred is ciall do tes na feirge
móire si?
25. Ann sin deruiḋ daóine, do
ċionn gur ṫréigeadar cunnraḋ an Tiġ-
earna Dé a naiṫreḋ do rinne sé riu
a nuáir tug sé amaċ as crić na
hégipte iad.
26. Oir do ċúadar, agus do
frestaladar Dée eile, agus do ad-
radar iad, Dée nar bfes dóib, a-
gus naċ ttug sesion dóib.
27. Agus do las ferg an Tiġ-
earna a naġaiḋ na tíre si do ṫabairt
a bfuil do mallaċuiḃ sgriobṫa ansa
leabharso uirre.
28. Agus do ṫoguil an Tiġearna
amaċ as an ccriċsi iad a bfeirg,
agus a ndíoġaltas, agus a ndíbfeirg
móir, agus do teilg a ttír oile iad,
mar atá a niuġ.
29. Benniḋ na neiṫe secréideċa
re an TTiġearna Día: as na neiṫe
atá ar na bfoillsiuġaḋ is linne
(bennuiḋ) siad, agus re ar gcloinn go
síorraiḋe, ċor go ndénmaóis briaṫra
an dliġesi uile.

## Caib. 30.

AGus tiucfa a gcrich a
nuáir ṫiucfaid na nei-
ṫesi uile ort, an beannuġaḋ,
agus an mallughaḋ noċ do
ċuir misi as do ċoṁe, agus ċuimneo-
ċus tú orra a mesg na nuile ċrioċ
ċum ar díbir do Thiġearna Día tú,
2. Agus fillfes tú ċum do
Thiġearna Dé, agus umhleoċus tú dá
glór do réir a nuile neiṫe aiṫniġimsi
díot a niuġ, tú féin agus do ċlann,
red ċroiḋe uile, agus red anum
uile.
3. Ann sin go niompoċuiḋ do Thiġ-
earna Día do daóirse, agus go mbia
truáiġe aige dhuit, agus go bfillfiḋ,
agus go ccruinneoċuiġ sé ṫusa as gaċ
uile ċineḋ a gcionn ar díosgaóil do
Thiġearna Día tú.
4. * Má dibeartar ḟneċuiḋ aguiḃh * Nehem. 1. 9.
don ċuid is faide uáib don doman,
cruinneoċuiḋ do Thiġearna Día as sin
tú, agus do bera sé as sin tú.
5. Agus do béruiḋ do Thiġearna
Día tú don tír do sealbuiġeadar hai-
tre, agus sealboċuiḋ tusa í: agus do
dénna sé maiṫ dhuit, agus foirlionfuiḋ
sé tú ós cionn haiṫreaḋ.
6. Agus timċilleġearfuiḋ do Thi-
ġearna Día do ċroiḋe, agus croiḋe
do sleċda do gráḋuġaḋ do Thiġearna
Dé red ċroiḋe uile, agus led anum
uile ċor go mairfe tú.
7. Agus cuirfe do Thiġearna Día
na mallaċda uile ar do naimḋiḃ, a-
gus ar an méid lér fuaṫ tú, noch
do rinne ingreim ort.
8. Agus fillfe tú, agus umhleoċa
tú do guṫ an Tiġearna, agus do dénna
tú a nuile ní noċ aiṫniġimsi díot a
niuġ.
9. * Agus do dénna do Thiġearna * Caib. 28. 11.
Día saiḋbir tú a nuile obair do
láime, a ttoraḋ do ċuirp, agus a
ṫoraḋ do ṁaoine, agus a mbiseach
ṫferuinn,

ṫfẽrꝫñ ar ṁaiṫ: óir do ḋḟna an Tiġ-
ẽrna gáirdeċus iomad ar ṁaiṫ, mar
do ġáirdiġ sé ós cioñ haiṫreḃ:

10. Má éistẽñ tú ré guṫ do
Thiġẽrna Dé do ḋénam a aiṫneḃ, a-
gus a reċa atá scriobṫa ansa le-
barso an dliġe, agus má ḟillẽñ tú
ċum do Thiġẽrna Dé leḃ ċroiḋe uile
agus leḃ anum uile.

11. Oir a naiṫnesi noċ aiṫnigim-
se ḋiot a niuġ, ni bfuil a bfolach
ort, nó a bfad uáit.

*Rom. 10. 6.
12. * Ni ar nẽṁ atá si, ċor go
naibeorṫá, cia raċus duin suas ar
nẽṁ dá tabaiṙt ċugainn, ċor go gcluin-
fiom í, agus go ndénam í?

13. Ni mó is taob ṫall dfairge
atá si, go naibeorṫá, cia raċus tar
fairge a noñ uáiñ dá tabaiṙt ċugainn,
ċor go gcluinfemís, agus go ndéin-
mís í?

14. Acht atá an briaṫar rógar
duit, añ do ḃéul, agus añ do ċroiḋe,
ċor go ndéntá í.

15. Féuch do ċuir mé sios a
niuġ ḋuit beṫa agus maiṫ, bás a-
gus olc.

16. An tan do aiṫin mé ḋiot a
niuġ do Tiġẽrna Dia do ġráḋuġaḋ,
agus siubal iona sliġṫib, agus a
aiṫẽnta do coimlionaḋ, agus a reċa,
agus a breiṫẽmnuis, ċum go mbeiṫeá
béo, agus go bfoirlionfá: agus
beñoċaiḋ do Thiġẽrna Dia ṫú an sa
duiṫċe a bfuil tú ag dul dá selbu-
ġaḋ.

17. Ach má iompóiġion do ċroiḋe
uaḋ, ionus naċ éistfe tú, ach go
ttairrngṫẽr uaḋ ṫú, agus go naḋ-
oraiḋ tú Dée oile, agus go bfoiġ-
enaiḋ tú ḋóib:

18. Fúagraimsi ḋóib a niuġ, go
scriosfaiġẽr sib go deimin; agus
naċ braiḋeoċṫaoí bur laeṫe as an
nduiṫċe a tteiġṫi a noñ tar Iordán
do ḋul dá selbuġaḋ.

*Caib. 4. 26.
19. * Gairim nẽṁ agus talum
a niuġ dfiaḋnuisi bur naġaiḋ, gur
foillsiġ mé as bur gcoiñe, beṫa a-
gus bás, beñuġaḋ agus malluġaḋ:
tuiṁesin beir beṫa do roġain, ionas
go mairfe tú féin agus do ṡlioċṫ.

20. Ionus go ngráiḋeoċaiḋ tú do
Tiġẽrna Dia, agus go nuimleoċa tú
dá ġuth, agus go ndruidfe tú ris:
óir is é sin do beṫa agus faduġaḋ
do láeṫeḃ; ċor go ccoimneoċa tú
ansa duiṫċe noċ do ṁioñuiġ an Tiġ-
ẽrna dot aiṫrib do Abrahám, d'Isaac
agus do Iácob do ṫabaiṙt ḋóib.

---

## CAIB. 31.

Agus do ċuáiḋ Maóise, a-
gus do laḃair sé na bria-
ṫrasa re Hisrael uile.

2. Agus a dubaiṙt sé
riú, atáimsi a niuġ céd a-
gus ficce bliaġain daóis, ni ḟéduim
ni sa mó dul a steċh, nó teċt a-
maċ: mar an gclona a dubaiṙt an
Tiġẽrna riom, * ni raċa tú a noñ
tar an Iordán sa.

*Uibhr. 20. 12. Caib. 3. 27.

3. Raċuiḋ do Thiġẽrna Dia anoñ
romaḋ, agus scriosfa sé na cinẽḋa-
caso romaḋ, agus selboċaiḋ tusa
iad, agus raċaiḋ Iosua a noñ romaḋ,
mar * a dubaiṙt an Tiġẽrna.

*Uibhr. 27. 21.

4. Agus do ḋéna an Tiġearna
riu mar do riñe sé ré Sihon agus
ré Og Riġṫe na Namoriteach, agus
re na nduiṫċe noċ do scrios sé.

5. * Agus seaċoaruiġ an Tiġear-
na suas iad dibse, ċor go ndéntaoí
riu do réir a nuile aiṫne noċ do
aiṫin misi ḋib.

*Caib. 7. 2.

6. Biṫi láidir agus bioḋ meisneaċ
ṁór agaiḃ, ná himeaglaiḋ, agus ná
bioḋ úaman agaiḃ rompa: óir sé do
Thiġearna Dia ṫéid lib, ni ḟeallfa
sé ort, agus ni ṫréigfe sé ṫú.

7. Agus do ġoir Maóise ar Io-
sua, agus a dubaiṙt ris a radharc Is-
rael uile, bi neartṁar, agus bioḋh
meisneaċ maiṫ agaḋ; óir caitfe tú
dul leis an bpobal so don duiṫċe,

noċ

noċ do ṁionnuiġ an Tiġearna dá naiṫrib do ṫabhairt dóib, agus do ḃéara tú orra a ġlacadh a noighreaċt.

8. Agus an Tiġearna is é fein an té ṫéid romhad, biáiḋ sé maille riot, ní ḟéillfea sé ort, ní mó ṫréigfios sé tú: ná himeagluiġ, agus ná bíoḋ úaṁan ort.

9. Agus do sgríob Maóise an dliġeadhsa, agus ṫug do na sagartuib é do ċloinn Lebi, noċ do iomċradh áirc ċonnarta an Tiġearna, agus do ṡeanóiribh Israel uile.

10. Agus do aiṫin Maóise dóib, ga rá, a ccionn gaċa seaċtmadh bliaḋan, a sollamantas * bliaḋna an ḟúasgailte, a bfeísta na ttabernaclach,

*Caib. 15. 1.

11. A nuáir ṫiocfas Israel uile dá ttaisbénadh féin a laṫair do Ṫhiġearna Dé, an sa náit ṫoiġfeas sé, léiġfiḋ tú an dliġeadhsa a laṫair Israel uile iona néisteaċt.

12. Cruinniġ na daoine a bfoċair a ċéile, fir, agus mná, agus leinib, agus do ċoimiṫeach atá taob a sdiġ dod dóirsib, ionnus go ccluinfid siad, agus go bfoġluimid, agus go mbia eagla bur ttiġearna Dé orra, agus go gcoimhéadaid uile briaṫra an dliġe si do dhénam:

13. Agus go ccluinfid a cclann ag naċ raib fios éinneiṫe, agus go bfoġluimid eagla bur ttiġearna Dé do beiṫ orra an fad máirfidhe ansa dúiṫċe mar a ttéiġti tar Iordan dá sealbuġadh.

14. Agus a dubairt an Tiġearna re Maóise, féch, atáid do láeṫe a ngar duit a ccaiṫfid tú bás dfaġáil: goir Iosua, agus taisbénuiḋ sibh féin a ttabernacul an ċoimċruinniġ, ċor go ttiubra misi cúram dó; agus do imṫiġ Maóise, agus Iosua, agus do ṫaisbénadar iad féin a ttabernacul an ċoimċruinniġ.

15. Agus do ḟoillsiġ an Tiġearna é féin ansa Tabernacul a bpileur néill: agus do ṡeas pileur an néill ós cionn doruis an Tabernacuil.

16. Agus a dubairt an Tiġearna re Maóise, féuch codeoluiḋ tú a bfoċar haiṫreaḋ, agus éireoċuiḋ an pobalsa, agus raċuiḋ do striapaċus a ndiáiġ Dée gcoiṁiġeach na tíre a bfuiliḋ siad ag dul na measc, agus tréigfiḋ misi, agus brisfiḋ mo ċunnradh noċ do rinne mé riú.

17. Ann sin lasfuiḋ mfearg sa na naġaiḋ ansa ló sin, agus tréigfe mé iad, agus ceilfeaḋ mé maġaiḋ orra, agus sluigfiġear iad, agus ṫiucfaiḋ morán uile agus trioblóide orra, ionnus go naibeoruiḋ siad san ló sin, naċ uime ṫangadar na huilcsi orruinn mar naċ bhfuil ar nDia ar measc?

18. Agus go deiṁin foilleoċa misi mo ġnúis an lá sin, ar son a nuile olc oibreoċuiḋ siad, do ċionn gur iompóiġeadar ċum Dée oile.

19. Anois ar a nadbharsin sgríobuiḋsi an dánso dib féin, agus múiniḋ do ċloinn Israel é: cuiriḋ ann bur mbéuluib é, ċor go mbiáiḋ an dánsa na fiaḋnuisi agumsa a naġaiḋ ċloinne Israel.

20. Oir a nuáir do bérasa misi don tír iad, noċ do ṁionnuiġ mé dá naiṫrib, atá lán do bainne agus do ṁil, agus iosuid siad, agus líonfuid iad féin, agus ḟásfuid mliṫ; ann sin iompóċuid ċum Dée oile agus foiġeonuid dóib, agus cuirfid fearg ormsa, agus brisfid mo ċunnradh.

21. Agus tiucfa a gcríċ a nuair ṫuitfios iomad uilc agus buáiḋrioḋ orra, go mbéuruiḋ an dánsa fiaḋnuisi na naġaiḋ: óir ní dearmottar é as béuluib a sleaċta: óir is aiṫnid damsa a smuaintiġe ṫionnsgnuid siad a nois féin, sul do bérainn mé a steaċ iad don tír do ṁionnuiġ mé dóib.

22. Do sgríob Maóise ar a nadbharsin an ċainticsi an lá sin féin, agus do ṁúin do ċloinn Israel í.

23. Agus do ċuir dualach ar Iosua mac Nun, agus a dubairt, bí * láidir béoḋa: óir béara tú clann Israel don tír do ṁionnuiġ misi dóib, ⁊ biáiḋ misi maille riot.

*Jos. 1. 6.

24. Agus táinic a ccrich a nuair
do ċuir Maóise deireaḋ le briaṫruiḃ
an dliġesi do scriobaḋ a lebar, no
gur criocnuiġiḋ iad;
25 Gur aiṫin Maóise do na Lebiticib
do iomċuir áirc ċunarṫa an Tiġerna,
ġa ráḋ.
26. Glac an lebarso an dliġe, ia-
gus cuir a ttaob áirce ċungṫa do
Thiġerna Dé é, ċor go mbiáiḋ sé ansin
mar ḟiaḋnuisi ad aġuiḋ.
27. Oir atá fios do ċeannairge
agumsa, agus do ċruaḋmuineil: feuċ-
uiḋ, an fad ataimsi beo am beṫuiḋ
aguib a niuġ, do bábair cogṫaċ a
naġuiḋ an Tiġerna; agus gá méid ní
is mó ná sin déis mo báis?
28. Cruinniġiḋ ċugam sinsir bur
ttreḃ uile, agus bur noifigiḋ, go
labra mé na briaṫrasa iona gcluásuiḃ,
agus go ngoiriḋ mé nem agus talum
dfiaḋnuisi na naġaiḋ.
29. Oir atá fios agum tar eis
mo báis, go ttruáillfiḋiġ sib fein
triḋ amaċ, agus go niompoċuiḋiġ do
leṫ taoib as a tsliġe do iṁuir mé
ḋib, agus tuitfiḋ olc oruib an sna
laeṫib deiġionaċa, do briġ go
ndéntáoi olc a bfiaḋnuise an Tiġer-
na, dá broslugaḋ ċum feirge tré
oibreċuib bur lám.
30. Agus do labair Maóise a
ccluasuib ċoṁṫinóil Israel uile
briaṫra na canticesi, no gur
criocnuiġeḋ iad.

## CAIB 32.


ugaiḋ éisdeaċt, ó a ḟlaiṫeasa, agus laibeóra misi; agus éist a ṫalaṁ briaṫra mo béil.

2. Feartaiḋ mo ṫeagasc mar ḟearṫainn; silfiḋ mo ġlór mar ḋrúċt, mar an minḟearṫainn ar an luiḃ ṁaoiṫ, agus mar na ceaṫa ar a bfeur.

3. Do ċionn go bfoillseoċaiḋ mé ainm an Tiġearna: cuiriḋsi mórḋaċt a leiṫ ar Ḋé.

4. (Seision) an carraig, atáid a oibreaċa iomlán: óir is breiṫeamnus a sliġṫe uile; Dia na firinne, agus gan éagceart, ceart agus díreaċ atá sé.

5. Do ṫruailleadar iad féin a ttoibéim, ni hé toibéim a ċloinnesion: atáid na gcineaḋ miocoingiollaċ agus cam.

6. O a ḋaoine leama agus éigcrionna, an marso ċuitiġiḋ sis an tTiġearna: naċ é hatair é, do ċeannuiġ tú? naċ deárna sé, agus naċ ar ḋaingniḋ sé tú?

7. Cuimniġ na seanlaeṫe, cuimniġ bliaġna gaċ ginealaiġ: fiafruiġ dot aṫair, agus taisbeonaiḋ sé ḋuit; dot sinsearaiḃ, agus inneosaiḋ ḋuit.

8. A nuair do roinn an té is ro árde a noiġreaċt do na cineaḋaċaiḃ, a nuair do ḋeaḷuiġ sé mic Adaim, do suiġiḋ sé teórana na ndaoine do réir uiṁire ċloinne Israel.

9. Oir is iad a pobal cuid roinna an Tiġearna: Iacob crannċar a oiġreaċtasan.

10. Fuáir sé a bfearann diaṫraim é, agus a bfasaċ uáigneaċ uaillfearaċ: agus do ṫreóruiġ sé tim ċioll é, do ṫeagaisg sé é, do coimeud sé é mar uball a súl.

11. Mar corruiġios an tiolar suas a neḋ, sotaloiġeas ós cionn a hóg, sinneas amaċ a sciaṫáin, glacaiḋ iad, ionchruidh iad ar a sciaṫánaiḃ.

12. Marasin an Tiġearna amáin do ṫreóruiġ eision, agus ni raiḃ ḋia coimiṫeaċ maille ris.

13. Thug sé air marcuiġeaċt do ḋénam ar áitiḃ árda an domain, ċor go bfḋeaḋ toraḋ na maċairioḋ diṫe: agus tug sé air mil do súġaḋ as an gcarraig, agus ola as an gcarraig ċruaiḋ.

14. Im bó agus baiṁe ċaoraċ, maille ré meaṫas uan, agus reiṫeaḋ do siolraḋ Básan, agus gabar, maille ré meaṫas duḃán na cruiṫneaċta, agus do iḃ tú fuil ġlan na ccaor.

15. Aċ do reaṁruiġ Iesurun agus do preaḃ sé: do reaṁruiġ tusa, do meaṫuiġ tú, atá tu folaiġṫe ré saill; annsin do ṫréig sé Dia do rinne é, agus do diṁeas carraig a slánuiġṫe.

16. Do brostuiġeadar é ċum éada le déeiḃ coimiṫeaċa, le gráineamlaċtaiḃ do brostuiġeadar é ċum feirge.

17. Do iodbradar do diaḃluiḃ, ni do Ḋhia; do ḋéeiḃ nar bfeas doiḃ, do ḋéeiḃ núaḋa táinic suas go núaḋ, naċ raiḃ a neagla ar bur naiṫriḃ.

18. Ni bfuil cuimne agaḋ air an gcarraig do ġein tú, agus do ḋearmaid tú Dia do ċum tú.

19. Agus a núair do ċonnairc an Tiġearna sin, do ḟuaṫuiġ sé iad, ar son brostuiġe a mac agus a ingen.

20. Agus a dubairt sé, foileoċaiḋ mé maġaiḋ uaṫa, feuċfaiḋ mé creud an ċrioċ bias orra: óir is ginealaċ ró ċrosanta iad, clann naċ bfuil creidiom ar biṫ ionta.

21. Do ċorruiġeadar ċum éada mé, leis an ni naċ Dia, do brostuiġeadar mé ċum feirge le na ndiomáoineas: agus * cuirfe misi euḋ orrasan ris an ndroing naċ bfuil na bpobal; broisteoċaiḋ mé ċum feirge iad ré cineaḋ amadanta. * Rom. 10. 19.

22. Oir do haḋnaḋ teine am feirg, 7 loiscfiḋ go hifrionn iosraċ, loiscfiḋ

an talum gona toraḋ, agus cuir-
fiḋ trē teinnṫ bunáitiġ no sliaḃ.

23. Cruáeaġa mē uile orra, caiṫfiḋ
mē saiġde riú.

24. Loisgfiġer le hocras iad, agus
diobġaiṫfiġer iad le teas loisgneċ agus
le dibfeirg ṗóisgnoḋ: cuirfe mē mar
an gcédna fiacla beaṫaċ orra le
neiṁ naiṫreċ neiṁe talmhuide.

25. An cloiḋioṁ amuiġ, agus an
ċriteagla a sdiġ, millfiḋ araon
an duine óg agus an maigdion, an
ndoiḋe mar an gcédna agus fear
na gruáige léithe.

26. A dubairt mē go sgaipfiḋ iad
a ccoirnéuluiḃ, go gcoisgfin a
gcoimne ó beiṫ a measg daoine.

27. Muna beiṫ gurob eagal liom
dioġaltas na námad, deagla
naċ biaḋ a fios ag an námuid
agus deagla go naibeoraidis, atá
ar lám féin láidir, agus ni hé an
Tiġerna do rinne so uile.

28. Oir is cineḋ gan chomairle
iad, ni mó atá tuigse ar bith ionta.

29. O, nach bfuilid siád crionna,
go ttuigfidis so, lē measfaidis a
gcrioċ deiġionaċ.

* Jos. 23. 10.

30. Cionnus do ċlaoiḋfeḋ * Ėnduine
aṁáin mile, agus do ċuirfeadh dias
deiċ mile cum teiṫe, muna reacadh
a ccarruic iad, agus an Tiġerna da
niaġaḋ suás?

31. Oir ni bfuil a ccarruicsion mar
ar ccarruicne, agus bioḋ ar naimde
féin na mbreitemuiḃ.

32. Oir atá a bfiniemuin mar fing-
imuin Shodom, 7 macaireaḋ Ghomorrah;
a ccáora is caora domlais iad, ataid
a ttriopuill searḃ.

33. Ase a bfion neiṁ na ndragún,
agus neiṁ marbṫaċ na bfoilḃṫáin.

34. Nac bfuil so ar na ċur a ccoiṁéd
agumsa, agus ar na séalaḋ suas a
measg moṁiuis.

* Eccles. 28. 1. Rom. 12. Ro. Eabhr. 10. 30.

35. Riumsa benas * an dioġaltas
7 an luaġáil, sleimneoċuiḋ a ccos na
ham féin: oir atá lá a mbuairiḋenta a
bfogus, 7 atáid na neiṫe tiucfas orra
ag dénam deiṫnis.

36. Oir do dénna an Tiġerna breiṫemnus
air a pobal, 7 glacfuiḋ aiṫreċus é
fa na seirbiseċuiḃ é nuair do ċifiḋ gur
imṫiġ a neart, agus naċ bfuil Ėnduine
fa iaġaḋ, no ar marṫuin dioḃ.

37. Agus ḋéra sé, cáit a bfuilid a
ndée, a gcarruic ann ar ċuirdar a ndóiġ.

38. Noċ a duaiġ mēcas a niodbarda,
agus diḃ fion a nofrála dige; éirgi-
dis suas, 7 cúiḋiġedis siḃ, 7 bidis
na ndídin agaiḃ.

39. Féuċuiḋ a nois gur misi, misi
féin é 7 ni bfuil Dia am farraḋ; is
mē marbus, agus is mē ni * béo, * 1 Sam. 2. 6. Tob. 13. 2. Eagna. 16. 13.
loitim, agus leiġisim, agus ni mó
atá Ėneach fhéadas sáoradh ar mo láim.

40. Oir tógbuim suas mo lám ċum
neiṁe, agus a deirim, mairfe mē go
bráṫ.

41. Má ġéaruiġim mo cloiḋioṁ lon-
raċ, agus go nglacfa mo lám greim
ar breiṫemnus, do dénna mē dioġaltas
ar mo námuid, agus do béur luáiġeċ
don droing fuaṫuiġios mē.

42. Cuirfe mē mo saiġde ar meisge
lē fuil, agus sluigfiḋ mo cloiḋeṁ feóil,
agus sin lē fuil na marḃ, agus na
bprìosúnach ó toṡach an dioġaltais
ar an námuid.

43. Gáiriḋiġiḋ * ó a ċineaḋa lē na * 2 Mach. 7. 6. Rom. 15. 10.
pobal-san: óir diġeoluiḋ sē fuil a seir-
bíseċ, agus cúitiġeċuiḋ sē dioġal-
tas re na námuid, agus biaiḋ sē
grásamhuil da thír, agus dá pobal
féin.

44. Agus táinic Máoise, agus
do labair sé briaṫra an dánasa uile a
gcluasuiḃ an pobuil é féin, agus
Iosua mac Nun.

45. Agus do ċuir Máoise deireaḋ
lē labairt na mbriaṫarsa uile re His-
rael.

46. Agus a dubairt sé riú, suiġiḋ
bur * ccroiḋṫe ar na huile briaṫraiḃ * Caib. 6. 6. 11. 18.
do nimsi dfiaḋnuġaḋ bur measc a niuġ,
noċ aiṫeontaói da bur ccloinn do coi-
mhéd, do dénaṁ briaṫar an dliġesi uile.

47. Oir ni ni diomaoin duibsi é,
do ċionn gur bé do beaṫa é, agus is
leis an ni si faideoċta tú do laeṫe

san

san dúthche a bfuil tú ag dul a nonn tar Iordán dá sealbhughadh.

48. * Agus do labhair an Tighearna re Maoise an lá sin féin, ghá rádh. (* Uibhr. 27. 12.)

49. Eirigh suas ar a tsliabh so Abarim go sliabh Nebo, noch atá a bfearann Moab atá thall ar coinne Iericho, agus féach tír Chanáin, noch do bheirimse do chloinn Israel mar sheilbh.

50. Agus faigh bás ansa tsliabh a ttéid tú suas, agus cruinnighthear a ccenn do dhaoine thú, mar dhéug * Aaron do dhearbhrathair a sliabh Hor, agus mar do cruinnigheadh a ccenn a dhaoine é. (* Uibhr. 20. 25. 28. & 33. 38.)

51. Do chionn gur * chiontuigheabhair am aghaidh a meascc chloinne Israel ag uisgeadhaibh Mheribah Cádes a bfasach Sin, do chionn nar bheannuigheabhair misi a meadhón chloinne Israel. (* Uibhr. 20. 12, 13. & 27. 14.)

52. Giodhedh do chife tú an dúthche ad choinne, ach ní rachtha tú innte, don dúthche bheirimse do chloinn Israel.

---

Caib.

## Caib. 33.

AGus is so an bheannughadh le'r bheannuigh Maoise óglach Dé,
clann Israel roimhe a bhás.
2. Agus a dubhairt sé,
tainic an Tighearna ó Shinai,
agus do éirigh dóibh suas ó Sheir,
do dhealraigh sé amach ó shliabh Paran, a-
gus tainic maille le deich mile do
naomhaibh: ó na dheaslámh do chuaidh dli-
gheadh teintidhe orra.
3. Is eadh do ghráduigh tú an pobal,
atáid a naoimh uile ad láimh, agus do
suigheadar síos ag do chosaibh: glacfaidh
gach aonduine dod bhriathraibh.
4. Do aithn Maoise dligheadh dhúinn,
eadhon oighreacht comhchruinnighthe Iácob.
5. Agus do bhí sé na Righ ann Iesu-
run a nuáir do chruinnigheadar cinn an
pobail, agus treabha Israel a ccionn a
chéile.
6. Bíodh Reuben beo, agus ná hé-
gadh, agus ná bíodh áireamh gann a dhaoinibh.
7. Agus [do ghaidh] an cceadna do
Iúdah, agus a dubhairt, éist a Thighear-
na guth Iúdah, agus tabhair chum a
dhaoine é, go madh lór dó a láma, a-
gus bisi ad chongnamh dó ó na náim-
dibh.
* Exod. 29. 30. 8. Agus a dubhairt sé ar son * Lébi,
bíodh do Thummim agus hUrim ag
haon naomhtha, noch do dhearbh tú ag
Massah, agus ris ar chríocháin tú
ag uisgeadhaibh Meribah.
9. Noch a dubhairt re na athair, a-
gus re na mháthair, ní fhaca mé é, ní
mó do admhaigh sé a dhearbhráithre, agus
níor aithn a chlann féin: óir do choimhé-
dadar do bhriathrasa, agus do chomhail-
ladar do chunnradh.
10. Muinfid siad do bhreitheamhnais do
Iácob, agus do dhligheadh Dísrael: cuir-
fid siad túis as do chomhair, agus iodh-
bairt iomlán loisge ar haltóra.
11. Beannaigh a Thighearna a mhaóin, agus
gabh chugad oibreacha a lámh: buail tré
leasrach na druinge éirghios na aghaidh,
agus an luchd fuathuighios é, ionnus
nach éireochaid a ris.
12. Agus a dubhairt sé ar Bheniamin, do dhéana an té is ionmhuin leis an
Tighearna comhnaidhe a ndaingion na
fochair, agus clúdeochaidh an Tighear-
na é ar feadh an laói uile, agus áiteo-
chaidh sé eidir a ghuáillibh.
13. Agus a dubhairt sé ar Ióseph,
go madh * beannuighe ón Tighearna bias * Gen. 49. 25.
a dhúthche do neithibh mórluáigh neimhe,
don drúcht, agus don aigéin luighios
síos,
14. Agus don toradh mórluáigh
beirthear amach leis an ngréin, agus
do na neithibh mórluáigh do dingeadh
amach leis an ngealaigh,
15. Agus do neithibh úasal na
sensliabh, agus do neithibh mórluáigh na
gcnoc mbúan,
16. Agus do neithibh mórluáigh na
talmhan, agus dá iomláine, agus do
dheaghthoil an té do áitreabh anns a dos:
tigeadh an beannughadh ar chionn Ióseph,
agus ar mhullach cinn an té do * dhel- * Gen. 49. 26.
aigheadh ó na dhearbhráithribh.
17. Is cosmhuil a ghlóir re prími-
ghin a bhulóige, agus is cosmhuil a a-
dharca re adharcaibh Unicorn: leo sin
buáilfidh sé na daoine a néinfheacht
go críochaibh na talmhan: agus is iad
sin deich mile Ephraim, agus is iad
mílte Mhanasseh iad.
18. Agus a dubhairt sé ar Shebu-
lon, gáirdigh a Shebulon ann do dhul
amach, agus Issachar ann do lóis-
tinibh.
19. Goirfid siad na daoine chum
an tsléibhe, annsin ofráilfid ofrála
fíréanta: óir ibhid do lionmhaireacht na
fairge, agus do na hionnmhusaibh atá
a bfolach san ngainimh.
20. Agus a dubhairt sé ar son
Ghad, go madh beannuighe an té fhairsingi-
os Gad; áitighidh sé amhail leomhan,
agus brisfe sé an lámh, agus mul-
lach an chinn.
21. Agus do ghléus sé an chéad-
chuid dó féin, do brígh gur a roinn an
dligheadóra

dligheamhuigh do suigheadh ansin é:
agus tháinig sé maille ré ceannaibh
an phobail, do chuir sé ceart an
Tighearna a ngníomh agus a bhrei-
theamhnuis ré hIsrael.
22. Agus a dubhairt sé ar Dhan,
is cuilén leomhain Dan, lingfid sé
ó Bhasan.
23. Agus a dubhairt sé ar son
Naphtali, ó a Naphtali, líonta ó fhá-
bhar, agus lán do bheannughadh an Tigh-
earna: selbhuigh sé siar, agus teas.
24. Agus a dubhairt sé ar
Aser, bíodh Aser beannuighthe a gclainn:
bíodh sé roghrádhach agá dhearbhráithribh,
agus tumadh sé a chos a nola.
25. Béid do bhróga iarainn agus
do phrás, agus mar bhias do laethe,
is mar sin bhias do neart.
26. Ní bhfuil aon a ccosamhlas lé
Dia Iesurun, noch ghluaiseas ar neimh
ad chabhair, agus ann a oirdhearcas ar
a naeir.
27. Sé an Dia síorruidhe do áit
dídin, agus faoi sios atá sluagh sior-
ruidhe: agus tiomáinfidh sé amach an
námhuid romhad, agus déarna sé, marbh
iad.
28. * Aitreabhuigh Israel ann sin a
ndaingion na aonar: biáidh tobar Iá- *Ier. 33.6
cob ar fearann arbha, 7 fíona; silfid fós
a fhlaitheas drúcht a nuas.
29. Sona atá tusa a Israel: cia
is cosmhuil leat, a pobal do tárthui-
ghedh leis an Tighearna, sciath do
chunganta, noch ar bé cloidhiomh hoirdhear-
cuis? agus do gheabhthar do naimhde na
mbréagaibh ort, agus sailtéora tú
ar a náitibh árda.

## CAIB. 34.

AGus do ċuáiḋ Maóise súas
ó réiḋtech Mhoab go Sliab
Nébo go mullach Pisgah
atá tall ar coiṁe Iericho,
*Caib. 3. 27 *Mach. 2. 4 agus do ṫáisbéin an Tiġerna * tír
Ghilead uile dó go nuige Dan.
2. Agus Naphtali uile, agus tír
Ephraim, agus Mhanasseh, agus tír
Iudah uile gus an bfairrge is faide a-
mach.
3. Agus an taob ó ḋeas agus réi-
ḋtech ġliṅe Iericho, caṫair na gcrann
pailme go nuige Soar.
3. Agus a dubhairt an Tiġerna ris,
*Gen. 12. 7. & 13. 15. * Si so an dúiṫċe do ṁionnuiġ misi do
Abraham, do Isaac, agus do Iacob,
ġá ráḋ, do bérá mé so dot ṡlioċt: tug
mé ortsa a faicsin, ach ni racha tú
inte anonn.
5. Mar sin fuáir Maóise seirbfo-
ġantuiġ an Tiġerna bás ann sin a
ttír Mhoab do réir bréiṫre an Tiġ-
erna.
6. Agus do aḋluic sé é a ngleann a
ttír Mhoab tall ar coiṁe Bhethpeor,
ach ni bfuil fios a ṫuáma ag induine
gus a niuġ.
7. Agus do bí Maóisi céd agus
fiċċe bliaġan daóis an tan fuáir sé
bás: ni raibh a súil dall nó a neartna-
durṫa laġduiġṫe.
8. Agus do ġuileadar clann Israel
ar son Mhaóisi a réiḋtech Mhoab
triochad lá; mar sin do crioċnuiġeḋ
laéṫe gola agus caóinte ar son
Mhaoise.
9. Agus do bi Iosua mac Nun lion-
ta do spioraid an ġliocuis; óir do
leag Maóisi a láṁa air: agus do
umhluiġeadar clann Israel dó, agus do
riṅeadar mar do aiṫin an Tiġerna do
Mhaóise.
10. Agus níor éiriġ fáiġ ó soin a
Nisrael cosṁuil re Maóisi, noċ dob
aiṫne don Tiġerna aġuiḋ ar aġuiḋ:
11. Ann sna huile ċomarṫuib, agus
iongantuib dar ċuir an Tiġerna é
ndéanam a gcrich na hEgipte a naġuiḋ
Phárao, agus a naġuiḋ a ṡeirbiseaċ
uile, agus a ḋúṫċe uile,
12. Agus ann sa láiṁ láidirsin, a-
gus ann sa ċriotnuġaḋ mór uile do
ṫaisbéin Maóisi a radharc Israel uile.

# LEABHAR IOSUA.

## CAIB. I.



*Deut. 1.38.* ANnois tar éis báis Mhaóise serbhfoghantaigh an Tighearna, tárla an tan do labhair an Tighearna re Iosua mac Nun óglach * Mhaóise, ga rádh.

2. Déug Maóise mo serbhfoghantach, a nois ar an adhbhar sin éirigh, imthigh a nonn tar an Iordáinse, tú féin agus an pobalsa uile don tír do bheirimse dóibh, gidhedh do chloinn Israel.

*Deut. 11. 24. Caib. 14. 9.* 3. * Gach uile ball ar a saílteoraidh bonn bhur ccoise, tug mé sin dóibh, mar a dubhairt mé re Maóise.

4 On bhfásach, agus ón Lebanonsa go nuige an abhainn móir sruth Euphrates, iomlán fearainn na Hititeach, agus go nuige an fhairrge móir leath re dul faoi na gréine, budh é bhur tteóra.

5. Ní fhédfaidh éinduine seasamh ad aghaidh ar feadh laéthe do bheatha: mar do bhí mé lé Maóise, is mar sin bhias mé leatsa: * ní fáilleocha mé ort, ní mó thréigfios mé thú. *Eab. 13. 5.*

*Deut. 31. 23.* 6. * Bí láidir, agus láncródha, óir roimhe thú ar an bpobalsa mar oighreacht, an fearann do gheall mé dá naithribh do thabhairt dóibh.

7. Amháin bísi láidir, agus rochurata, chor go gcoimhédfa tú do dhéanamh do réir an dlighe uile noch do aithin mo serbhfoghantach Maóise dhíot, ná * hiompóigh uadh ar an láimh dheis nó chlé, chor go mbia tú sona gidh bé ar bith áit a racha tú. *Deut. 5. 32. 28. 14.*

8. Ní dhealóchaidh an leabharsa an dlighe réd béul, acht biáidh tú ag smuaineadh air do ló agus d'oidhche, chor go ttiubhra tú haire do gach uile ní dá bhfuil ann do dhéanamh; óir an sin do dhéna tú do shlighe sóchair, agus éireochaidh leat go maith ansin.

9. Nach ar aithin misi dhíot? bí láidir, agus láinbheódha, ná bíodh eagla ort, agus ná bí meata: óir atá do Thighearna Dia maille leat gidh bé áit a racha tú.

10. Ann sin do aithin Iosua do oifigeachaibh an pobail, dá rádh,

11. Eirghidhe ar fead an tsloigh, dá rádh: ullmhuighidh lón daóibh féin: óir fa cheann trí lá ractaói a nonn tar an Iordansa, do dhul do shealbhughadh na tíre do bheir bhur Ttighearna Dia daóibh re na sealbhughadh mar oighreacht.

12. Agus do labhair Iosua ris na Reubinitibh, agus ris na Gaditibh, agus re leithtreibh Mhanasseh, dá rádh:

13. * Cuimhnighidh na briathra do aithin Maóise óglach an Tighearna dhíbh, ga rádh, tug bhur Ttighearna Dia suaimhnios daóibh, agus tug sé an dúithche so dhíbh. *Uibhr. 32. 20.*

14. Fanfaidh bhur mná, bhur ndaóine beaga, agus bhur náirnéis annsa dúithche tug Maóise dhíbh don taóbhso do Iordan: acht ractaoi féin tairis armtha roimhe bhur ndearbhráithribh, gach a bhfuil láidir agaibh, agus cuideochthaoi leó.

15. Nó go ttuga an Tighearna suaimhneas da bhur ndearbhraithribh mar thug sé dhíbhsi, agus go sealbhóchaidís ion mar an gcéadna an tír bheir bhur Ttighearna Dia dóibh; annsin fillfidhe da bhur bhfearann sealba, noch tug Maóise óglach an Tighearna dhíbh don taóibhsi do Iordan leath re héirghe gréine, agus biáidh agaibh mar oighreacht.

16. Agus do freagradarsan Iosua, ga rádh, a nuile ní aitheonus tusa dhinn, do dhéanam é, agus gidh bé áit a gcuirfe tú sinn racham ann.

17. Do réir mar do éisteamar re Maóise ann sna huile neithibh, mar sin

uimleoċam ortsi : amáin go mbiá do
Thiġerna Dia leſſa, mar do bí sé lé
Maoise.

18. Gíd bé ċuirfios a nagaidh hai-
ṫnesi, agus naċ éistfe ré dod briaṫraibh
an gaċ éinní aiṫeonus tú de, cuirfiġer
ċum báis é : amáin bí laidir, agus
deġmeisnigh.

## CAIB. 2.



Gus do ċuir Iosua mac
Nun dias fer amaċ as
Sitim do braṫ go secréi-
deċ, gá rád, eirgidhe, measraidh
an dúṫċe, eadhon Ierico : agus do im-
*Eabhr.11.31 Seamus 2.25. ṫiġedar, agus tangadar go tigh *
meirdrigh dar bainm Rahab, agus do
ċodladar ann sin.
2. Agus do hinnseadh do Righ Ierico
dá rád, féc tangadar daoine anso ó
ċloinn Israel do braṫ na tíre.
3. Agus do ċuir Righ Ierico fios
ċum Rahab, gá rád, tabair amaċ
na daoine táinic ċugad, noċ do ċuaidh
a steaċ ann do tigh, óir is do braṫ na
tíre uile tangadar.
4. Agus do ġlac an bean an dias
fear, agus dfolaigh sí iad, agus a
dubairt marso ; tangadar daoine
ċugamsa, aċ ní eidir mé cá has
dóib:
5. Agus fa am druidte an ġeaṫa,
ansa dorċadas dimṫiġedar na fir-
sin amaċ, agus ní fios damsa cáit a
a neaċadar na firsin : cuiridh tóruiġeaċt
orra go luaṫ, óir béurtaoi orra.
6. Aċ rug sisi suas a mullaċ an
tiġe iad, agus do ḟolaigh iad lé loir-
gnib lín, noċ do leag sí a nordugadh
ar mullaċ an tiġe.
7. Agus do leanadar na daoine na
ndiaigh ansa tsliġe, go Iordan go
nuige na háṫanna, agus ar ball ar
nimṫiġedar an mhuintirsin do bí dá lorg
amaċ, do druideadar an ġeaṫa.
8. Agus sul do luiġedar sios
ansa ccaṫraigh, táinic sisi suas ċuca
ar mullaċ an tiġe.
9. Agus a dubairt ris na daoinib,
atá a fios agum go ttug an Tiġerna
an tír dibh, agus gur ṫuit bur nuaman
orruinn, agus gur lagadh dúṫċusaigh
na tíre uile bur son.
10. Oir do ċualamar mar do tior-
maigh an Tiġerna * uisge na mara * Exod. 14. 21.
ruaidhe romhaibh a nuair tangabair amaċ
as an Neigipt, agus mar do rinnebhair
ré dá Righ na Namoriteċ, do bí don
taoibh oile do Iordan, * Sihon agus * Uibhir 21. 24.
Og, noċ do sgriosabair go hiom-
lán.
11. Agus ar ball a gcualamar
na neiṫesi, do leagadh ar gcroidhṫe,
agus níor ḟan ní is mó do beoḋaċt a nén-
duine ar bur sonsa : óir sé bur
tTiġerna Dia is Dia ar neamh ṡuas
agus ar talamh síos.
12. Anois ar a nadbharsin guidhim
sibh, tugaidh bur mionna damsa fan tTi-
ġerna, ó taisbéan mé cinéul daoibh, go
ttaisbéntaoisi mar sin cinéul do tigh
maṫarsa ; agus comarṫa fíre do ta-
bairt dam:
13. Agus go ccoimdeoċtaoi má-
ṫair beo, agus mo ṁaṫair, agus mo
deárbraiṫre, agus mo deirbṡeaṫraċa,
agus gaċ éinní dá bfuil aca, agus go
saorfaidhe ar mbeaṫa ó bás.
14. Agus do ḟreagradar na daoi-
ne í, ar nanum ar bur sonsa muna
bfoillsighidh tú na gnoṫaigesi againn:
agus is amlaidh bias a nuair bérus an
Tiġerna an dúṫċe dúinn, go ndéanum go
cineulta fírinneċ riotsa.
15. Ann sin do léig sí a nuas iad
lé téd tríd an bfuinneóig : óir is ar
balla an baile do bí a tigh, agus do
aitrib sí ar an mballa.
16. Agus a dubairt sí riú, eirgidhe
fán tsliabh deagla go tteigeomadh na
lorgairedha ribh, agus folċaidh sibh féin
trí lá ann sin, nó go bfillidh an toir,
agus na diaigh sin fiobtaoi imṫeas
romhaibh.
17. Agus a dubradar an daoine
ria,

ria, béimne neiṁċionntaċ annsa mionnaibsi ṫug tusa orrainn.

18. Féach a nuair ṫiocfam don tír, ceingeola tusa an ṡnáiṫe sgárlóideisi annsa bfuinneóig tre ar léig tú sinne síos, agus do ḃéara tú hataír, agus do ṁataír, agus do ḋearbraiṫre, agus muinntir tiġe hataír uile a steaċ ċugad.

19. Agus isé biaś de, gioḋ bé raċus amaċ as doirsib do ṫiġe fan tsráid, biaiḋ a ḟuil ar a ċionn féin, agus béimne neiṁċionntaċ: agus gioḋ bé biaś ad ḟoċair annsa tiġ, biaiḋ a ḟuil air ar gceann, má beanann láṁ duine ris.

20. Agus má foillsiġionn tú ar ngnoṫuiġe annso; annsin biam saór ód ṁionnaib ṫug tú orrainn do ṫabairt.

21. Agus a dubairt sisi, do réir bur mbriaṫar bioḋ sé mar sin; agus do ċuir si ú siubal iad, agus do ċeangail si an corda sgárlóide san bfuinneóig.

22. Agus do imṫiġeadarsan, agus tangadar fan tsliab, agus do ḟanadar ann sin trí lá no gur ḟilleadar na lorgairiḋ, agus do iarradar na lorgairiḋ iad ar feaḋ na sliġeaḋ, aċ ni ḟuaradar iad.

23. Ann sin do ḟilleadar an diaś fear, agus do ṫuirlingeadar don tsliab, agus do ċuadar tairis, agus tangadar go Iosua mac Nun, ⁊ diṁnisadar dó gaċ éinní dá ttárla dóib.

24. Agus a dubradar re Iosua, go deiṁin ṫug an Tiġearna an tír uile ionar láṁaib; óir atáid na dúṫċusaiġ uile ag dul a nanbfainne re heagla roṁainn.

C A I B. 3.


Gus do eiriġ Iosua go moċ ar maidin, agus do ágṫriallseadar as Sitim, agus tangadar go Iordan, é féin agus clann Israel uile, agus do ṡosadar annsin sul do ċuadar thairis.

2. Agus tárla a gcionn trí lá, go ndeaċadar na hoifigiḋ ar feaḋ an tsluaiġ.

3. Agus do ḟuagradar don pobal ga rád, a nuair ċífiḋe áirc ċunarta bur tTiġearna Dé agus na Sagairt Lebiteaċ gá hiomċar, ansin ágṫroċuiġe as bur náit, agus rasáoi na diaiġ.

4. Gidheaḋ biaiḋ spás eadruib féin agus í, timċioll dá ṁíle cubad do ṫomas: ná tigiḋ laiṁ ria, ċor go mbiaiḋ fios na sliġeaḋ agaib iona ccaitfiḋe gabáil: óir níor gababair an tsliġe si roiṁe so.

5. Agus a dubairt Iosua ris an bpobal, * náomuiġ sib féin, óir do ḋéana an Tiġearna ionganta bur measc a márać. * Lebbit 20. 7. Vibbre 11. 18.

6. Agus do labair Iosua ris na sagartaib, gá rád, tógbaiḋ suas áirc an ċunarta, agus éirgiḋe tairis roiṁe an bpobal; agus do tógbadar áirc an ċunarta suas, agus do ċuadar roiṁe an bpobal. Caib. 7. 13. 1 Sam. 16. 5.

7. Agus a dubairt an Tiġearna re Iosua, a niuġ ṫoiseoċus mé ar tusa oirdearcuġaḋ a measg Israel uile, ċor go mbia a ḟios aca mar do bí mé le * Maóise go mbia mé mar sin leatsa. * Caib. 1. 5.

8. Agus aiṫeona tú do na sagartaib iomċras áirc an ċunarta, ga rád, a nuair ṫiucfuiḋe go bruaċ uisge Iordan, seasfuiḋe bur ccomnuiḋe an Iordan.

9. Agus a dubairt Iosua re cloinn Israel, tigiḋ uile agus éistiġ briaṫra bur tTiġearna Dé.

10. Agus a dubairt Iosua, is leis so aiṫeantáoi go bfuil an Dia beó bur measc, agus go tteilgfe sé amaċ gan faillige na Cananitiġ, agus na Hititiġ, agus na Hibitiġ, agus na Perisitiġ, agus na Girgasitiġ, agus na Hamoritiġ, agus na Iebusitiġ.

11. Féaċaiḋ, teid áirc ċunarta Ṫiġearna an doṁain uile roṁaib a nonn tar Iordan.

12. Anois ar a nadhbharsin tu-
gaidh dá fer dhéug amach as treabhaibh
Israel, fer as gaċ ċintreib.
13. Agus tiocfaidh a ccrić an
ball a cceṫrfidh na sagairt iomċras
áirc an Tiġerna, Tiġerna na talṁan
uile, boṁ a ccos a nuisgibh Iordan,
go ngerrfuiġer uisgidhe Iordan ó na
huisgiḃ ṫig a nuas as a náit ṡúas,
* Psal. 114. 3. agus * seffidh na gcarn ar a
ċéile.
14. Agus tárla a nuáir do áṫruiġedar an pobal ó na loistinib do
dhul tar Iordan, agus na sagairt
* Gnioimh. 7. 45. ag iomċar * áirce an ċunarṫa roime
an bpobal;
15. Agus ar ttecht don luċt do
iomċruiġ a Náirc go Iordan, agus ar
ttumadh cos na sagart do iomċur
an Náirc a mbruaċ a nuisge, (óir ttuiligidh Iordan * a bruaċa uile feadh
* 1 Croin. 1. 12. 15. Eccluss. 24. 30. aimsire an foġṁair.)
16. Gur sesadar na huisgidhe
ṫáinic a nuas ó náit ṡúas, agus
gur éiriġ suas na cárn go ro fada ón ċaṫruiġ Adam atá re táobh
Sarétan: aċ gur failliġedar iad sin
ṫáinic a nuas leċt ré fairrge an réitiġ,
a nfairrge saillte, agus gur gerradh
amach iad: agus go ndeċadar an
pobal a noṁ go díreċ as coiṁe Ierricho.
17. Agus gur sesadar na sagairt do iomċur áirc ċunarṫa an
Tiġerna, daingen ar talam tirim,
a lár Iordan, agus go ndeċadar clanna Israel uile ṫairis ar talum tirim, nó
go ndeċadar an pobal uile go hiomlán tar Iordan.

---

CAIB. 4.


Agus tárla a nuáir do ċuaidh
an pobal uile go hiomlán
* Deut. 27. 2. Caib. 12. * tar Iordan, gur labair
an Tiġerna re Iosua, dá
rádh,
2. Glacaidh ċugaibh dá fer dhéug as an bpobal, fer as gaċ ċintreib,
3. Agus aiṫin díob, gá rádh,
beiridhsi lib as so as lár Iordan, as
a náit ar sesadar cosa na sagart
dá ċloiċ dhéug, agus béartaói lib a
nonn iad, agus fágfaidh iad san
náit a mbéidh na loistinidhe a
nocht.
4. An sin do ġoir Iosua an dá
ḟer dhéug, noċ do órduiġ sé do ċloiṅ
Israel, fer as gaċ ċintreib:
5. Agus a dubhairt Iosua riu, éirgidhe ṫairis roime áirc bur Ttiġerna
Dé go meadhon Iordan, agus tógbhaidh
suas gaċ ḟear aguibh cloċh ar a
ġúaluinn, do réir uimhre treabh ċloiṅe Israel:
6. Ionnus go mbiáidh so na ċomarṫa
aguibh, ionnus a nuáir fiafroċaidh bur
cclaṅ dá naiṫrib aṅsa naimsir ṫiocfas, gá rádh, creud is ciall dáoibh an
sna cloċaibhsi?
7. An sin freagórtaói dóibh gurob
iad uisgidhe Iordan do gerradh amaċ
roime áirc ċunarṫa an Tiġerna, a
nuáir do ċuaidh tar Iordan gur gerradh uisgidhe Iordan: agus béidh na
cloċasa mar ċuimhne do ċloiṅ Israel
go bráṫ.
8. Agus do rinnedar claṅ Israel
mar do aiṫin Iosua díob, agus do
tógbhadar suas dá ċloiċ dhéug as lár
Iordan, mar a dubhairt an Tiġerna re
Iosua do réir uimhre treaba ċloiṅe Israel, agus rugadar leo a noṅ iad
gus a náit ar fosadar, agus do
léigedar ar lár aṅ sin iad.
9. Agus do ċuir Iosua dá ċloiċ
dhéug na sesamh a lár Iordan san náit
ar sesadar cosa na sagart do
iomċur áirc an ċunarṫa: agus atáid ansin gus a niuġ.
10. Oir do sesadar na sagairt do
iomċur a Náirc a lár Iordan nó
gur crioċnuiġeadh gaċ éini dar aiṫin
an Tighearna do Iosua do labhairt
ris an bpobal, agus do réir a
nuile neithe dar aithin Maóise
do Iosua: agus do rinneadar
an

an pobal deiṫfir, agus do ċuadar
ṫairis.
11. Agus tárla a nuair do ċuadar
các uile go hiomlán a non, go ndeaċaidh
áirc an Tiġearna ṫairis, agus na
sagairt a bfiaḋnuise an pobuil.
12. * Agus do ċuadar Clann
Reúben agus Clann Ghad, agus leaṫ
ṫreibe Mhanassech armṫa ṫairis roime
ċloinn Israel, mar do labair Mhóise
riú.
13. Timċioll ceaṫraċad mil, ullam
ċum cogaiḋ do ċuaiḋ ṫairis roime an
TTiġearna ċum catha go reiṫeach
Iericho.
14. Ansa ló sin do mhóraiġ an
Tiġearna Iosua a raḋ aṁarc Israel uile:
agus do ḃi eagla aca roime, mar do
bi roime Mhaóise ar feaḋ laeṫe a
ḃeaṫa.
15. Agus do labair an Tiġearna
re Iosua, dá ráḋ.
16. Aiṫin do na sagartaib iom-
ċras áirc na fiaḋnuise, go ttigdis
suas as Iordan.
17. Do aiṫin Iosua uime sin do na
sagartaib, gá ráḋ, tigiḋ a níos as
Iordan.
18. Agus tárla a nuair ṫanga-
dar na sagairt suas noċ dioméraiġ
áirc ċunarṫa an Tiġearna as lár Ior-
dan, agus ar eirġeadar bonn ċos na
sagart suas ar talam tirim, gur
filleadar uisge Iordan ann a náit
féin, agus gur ṫuilġeadar tar a
bruaċaib uile, mar do riġneadar roi-
me.
19. Agus tangadar an pobal
suas as Iordan an deaċmaḋ lá don
ċéadmí, agus do riġneadar forlung-
port ann Gilgal ansa niomel soir do
Iericho.
20. Agus do ċuir Iosua na sé-
ram a Ngilgal an dá ċloiċ déugso
rugadar leó as Iordan.
21. Agus do labair sé re cloinn
Israel, gá ráḋ, a nuair fiafróċaid
bur gclann dá naiṫrib san namsin atá
ċuġaiḃ, gá ráḋ, creud is ciall do na
clochaibh?

22. Annsin do bérṫaoi a fios dá
bur ccloinn, gá ráḋ, ṫáinic Israel a
nall tar an Iordanso ar ṫalam
tirim.
23. Oir do ṫiormuiġ bur TTiġearna
Dia uisge Iordan romhaibhsi, nó go
ndeaċabair ṫairis, amhuil do riñe bur
TTiġearna Dia ris an muir rúaiḋ, * (* Exod. 14. 21.)
noċ do ṫiormuiġ sé romhainn, nó go
ndeaċamar ṫairis.
24. Ionnus go mbia a fios ag
dáoinib an domhain uile, go bfuil lám an
Tiġearna láidir, ċor go mbiaḋ eagla
bur TTiġearna Dé go brát orraib.

---

# Caib. 5.


Agus tárla a núair do ċúa-
ladar uile Riġṫe na Namo-
riteċ do bi ré taob Iordan
don táob siar, agus uile
Riġṫe na Gcananiteċ do
bi láim ris an bfairge, gur ṫiormuiġ
an Tiġearna uisge Iordan súas roime
ċloinn Israel, nó go ndeaċamar ṫairis,
gur leaġaiḋ a ccroiḋe, agus naċ raib
spioraid ionta ni bus mó, tre eagla
ċloinne Israel.
2. Ansa namsin a dubairt an Ti-
ġearna re Iosua, * déna sgeana géura (* Exod. 4. 25.)
ḋuit féin, agus timċilġearr clann
Israel a ris an dara húair.
3. Agus do riñe Iosua sgeana
géura dó féin, agus do timċilġeárr sé
clann Israel ar ċnoc an reimċroi-
cinn.
4. Agus sé so an taoḃar as ar
timċilġeárr Iosua: fúaradar an
pobal uile ṫáinic as an Négipt, noċ do
bi fearḋa, eadhon na fir ċogaiḋ uile,
bás san bfásac ar a sliġe mar
ṫangadar amaċ as an Négipt.
5. Anois an méid dáoine ṫáinic
amaċ do timċilġearraḋ iad, as an
méid dáoine rugaḋ san bfásaċ ar a
sliġe mar ṫangadar amaċ as an
Négipt,

Négipt, níor ṫimċillġearradar iad sin.

6. Óir do ſiubhluiġeadar clann Israel san bhfáſaċ ceaṫraċad bliadan, nó gur ċuradar uile an luċ cogaiḋ ṫáinic amaċ as an Négipt, do ċionn nár umhluiġeadar do ġuṫ an Tiġearna: da ttug an Tiġearna mionna naċ * ttaisbeanfaḋ sé dóiḃ an fearann, noċ do mhionnuiġ an Tiġearna dá naiṫriḃ, go ttiubhraḋ sé dhúinn dúiṫċe, noċ ṫsiltiġios lé bainne agus lé mil.

* Uibhre 14. 23.

7. Agus a cclann, noċ do ṫóg sé súas na náit, do ṫimċillġearr Iosua iad: óir do bhádar gan timċillġearradh, do ċionn nar timċillġearradh iad ar a slíġe.

8. Agus tárla a nuair do ċríoċnuiġeadar an timċillġearradh ar an bpobal uile, gur fanadar ar a náitiḃ ansa ccampa nó go rabhadar slán.

9. Agus a dubhairt an Tiġearna re Iosua, ansa ló so do ṫiomáin mé mioċlú na hÉgipte uaiḃ: uime sin goirṫear ainm na háite sin Gilgal gus a niuġ.

10. Agus do campuiġeadar clann Israel a nGilgal, agus do coimhḋeadar an Cháisg ar an cceaṫramhaḋ lá déug don mhí um nóin a réiṫeaċ Iericho.

11. Agus a duadar do ṡearanbhar na tíre ar na máraċ déis na Cáisg arán gan loibhín, agus arbhar cruaidhṫe ansa ló ċéadna sin.

12. Agus do sgur an Manna ar na márach ar iteadar searanbhar na tíre, agus ní raibh Manna ní is mó ag cloinn Israel, aċ do iṫeadar do ṫoradh tíre Cánaain an bhliadhain sin.

13. Agus tárla a nuair do bhí Iosua ag Iericho, gur ṫóg a ṡúile súas, agus gur amharc, agus féuc do ṡeas * duine ṫall as a ċoinne gon a ċloiḋeam nochtuiġ iona láimh, agus do ċuaiḋ Iosua mar a raibh sé, agus a dubhairt ris, an air ar son-ne atá tusa, nó ar son ar námhad?

* Exod. 23. 23.

14. Agus a dubhairt seision, ní headh, aċ mar ċaiptín do ṡluaġ an Tiġearna táinic mé a nois; agus do ṫuit Iosua ar a aġaiḋ, agus do rinne adhra dhó, agus a dubhairt sé ris, cred a deir mo Thiġearna re na óglaċ?

15. Agus a dubhairt caiptín sluaiġ an Tiġearna re Iosua, * scaoil do bhróg dot ċois, óir is naomhṫa a náit iona bhfuil tú ad ṡeasamh: agus do rinne Iosua mar sin.

* Exod. 3. 5. Gniomh. 7. 33.

## CAIB. 6.

Anois do hiaġadh Iericho súas go daingion ar eagla ċloinne Israel: ní raċadh duine amach, agus ní tiag duine a steach.

2. Agus a dubhairt an Tiġearna re Iosua, féuċ, tug mé Iericho ad láimh, agus a Rí agus a daoine curata a ngaisgiḋ.

3. Agus timċeolltaoi an ċaṫair, sibhsi a luċ cogaiḋ uile, agus éirgiḋ timċioll na caṫraċ uair amháin: do ḋéuna tú mar so sé lá.

4. Agus iomċóraid móirseisear sagart seaċt ttrumpaiḋe dadharcaiḃ reiṫeaḋ roimhe a Náirc, agus ar an seaċtmaḋ lá timċeolltaoi an ċaṫair seaċt nuaire, agus séidfiḋ na sagairt na trumpaiḋe.

5. Agus tiucfaiḋ a ccríċ a nuair do ḋéanfaiḋ fuaim fada le hadharc an reiṫe, agus a nuair ċluinfiḋ fuaim an stuic, gáirfiḋ an pobal uile lé gáir móir, agus tuitfiḋ balladha na caṫraċ síos go lár, agus raċaiḋ an pobal súas, gaċ duine ar aġaiḋ go díreċ.

6. Agus do ġoir Iosua mac Nun na Sagairt, agus a dubhairt riú, tógbhaiḋ súas áirc an ċunnarṫa, agus iomċraidís móirseisear Sagart seaċt stuic dadharcaiḃ reiṫeaḋ roimhe áirc an Tiġearna.

7. Agus a dubhairt sé ris an bpobal, gluaisiḋ roimhiḃ, agus timċiolltaoi an ċaṫair, agus imṫiġeaḋ an

an té atá armṫa roimhe áirc an Ti-
ġearna.

8. Agus tárla a nuair do labair Iosua ris an bpobal, gur ġluaiseadar an mórseisear Sagart ag iomċar na stoc daḃarcaiḃ reiṫeaḋ roimhe an Tiġearna, agus do séideadar, agus do lean áirc ċunarta an Tiġearna iad.

9. Agus do ċuadar na daoine armṫa roimhe na sagartaiḃ, noċ do séid na stuic, agus táinig a ndeireaḋ a ndiaiġ na háirce, [ na sagairt ] ag dul ar a naġaiḋ, agus ag séideaḋ na stoc.

10. Agus do aiṫin Iosua don pobal, dá rád, ná déanaiḋ gáir ná torann ar biṫ lé bur nguṫ, agus ná tigeaḋ focal as bur mbéul nó go tti an lá a naibéora misi riḃ gáireaḋ, an sin gáirfiḋe.

11. Mar sin do timċill áirc an Tiġearna an ċaṫair ag dul na timċioll aonuair amháin, agus tangadar don ċampa, agus do ḟosadar annsa ccampa.

12. Agus do éiriġ Iosua go moċ ar maidin, agus do ṫógbadar na sagairt áirc an Tiġearna suas.

13. Agus do imṫiġeadar mórseisear sagart ag iomċar seaċt stoc daḃarcaiḃ reiṫeaḋ roimhe áirc an Tiġearna ar a naġaiḋ a ccomhnuiḋe, agus do séideadar na stuic, agus na daoine armṫa ag imṫeaċt rompa, aċ tangadar a ndeireaḋ a ndiaiġ áirce an Tiġearna, ( na sagairt ) ag gabáil rompa, agus ag séideaḋ na stoc.

14. Agus an dara lá do timċiolladar an ċaṫair aonuair amháin, agus do filleadar ċum an campa: do rinneadar mar sin sé lá.

15. Agus tárla ar an seaċtmaḋ lá gur éirġeadar go moċ timċioll sgarṫa an lae, agus gur timċilleadar an ċaṫair ar an mod ccéadna seaċt nuaire.

16. Agus tárla ar an seaċtmaḋ huair an tan do séideadar na sagairt na stuic, go ndubairt Iosua ris an bpobal, gáiriḋ, óir tug an Tiġearna an ċaṫair ḋiḃ.

17. Agus biaiḋ an ċaṫair móidiġṫe, í féin agus a bfuil inte, don Tiġearna: amháin mairfiḋ Rahab an meirdreaċ, í féin agus a bfuil na foċair sa tiġ, do ḃríġ gur * folaiġ sí * Caib. 2. 4.
na teaċta do ċuireamar uainn.

18. Agus ar gaċ uile ċor coiméadaiġiḋ sib féin ar ṡuim móidiġṫe, deagla go ndéanaḋ sib sib féin mallaiġṫe a nuair ġlacfaiḋe an ní mallaiġṫe, agus go ndéanaḋ sib mallaġaḋ do ċampa Israel, agus go mbuaiḋeorṫaoi é.

19. Aċt a nuile airgiod agus ór, agus soiṫiġe práis, agus iarainn, atáid coisrigṫe don Tiġearna: tiucfaiḋ a mionnmus an Tiġearna.

20. Mar sin do gáireadar an pobal a nuair do séideadar na sagairt na stuic: agus tárla a nuair do ċualadar an pobal fuaim an stuic, ⁊ do gáireadar an pobal lé gáir móir,
gur ṫuit an * balla sios ar lár, * Eabhr. 11. 30.
ionnus go ndeaċaiḋ an pobal suas don ċaṫraiġ gaċ aon duine ar aġaiḋ, agus do ġabadar an ċaṫair.

21. Agus do sgriosadar go huiliḋe an méid do bí san gcaṫraiġ, idir fior agus mnaoi, óg agus sean, damh agus ċaoiriġ, agus asal, lé faobar an ċloiḋim.

22. Aċt a dubairt Iosua ris an ndís fear do ċuaiḋ do braṫ na tíre, éirgiḋe go tiġ na meirdriġe, agus tugaiḋ amaċ as sin an bean agus a nuile
ní dá bfuil aice, * mar do mionnuiġebair di. * Caib. 2. 14. Eabhr. 11. 31.

23. Agus do ċuadar na hógánaiġ do bí na luċt braṫa a steaċ, agus tugadar Rahab amaċ agus a haṫair agus a máṫair, agus a dearbráiṫre, agus a raiḃ aice uile, agus tugadar a gaol uile amaċ, agus dfágbadar taoḃ amuiġ do ċampa Israel iad.

24. Agus do loisgeadar an ċaṫair le teine, agus a nuile ní dá raiḃ inte: amháin do ċuireadar an tairgiod, agus an tór, agus na soiṫiġe práis agus iarainn a mionnmus tiġe an Tiġearna.

Agus

25. Agus do ċumdaiġ Iosua Rahab an meirdreċ béo, agus muintir tiġe a haṫar, agus a raib aice uile, agus áitreabuiġ sí an Israel gus a niuġ, do ċionn gur folaiġ sí na teaċta do ċuir Iosua do braṫ Iericho.

26. Agus do ċuir Iosua do móidiġ orra san namsin, gá rád, go mad * malluiġṫe a bfiaḋnuisi an Tiġearna an duine éirġeoċas, agus ċuirfeas an caṫairse Iericho suas: ann a ċéidġin leagfuis sé a bunáit, agus iona mac is óige ċuirfeas sé a geataḋ suas.

* 1 Riogh. 16. 34.

27. Ar sin do bí an Tiġearna re Iosua, agus do ċuaiḋ a ċlú ar feaḋ na críċe uile.

## CAIB. 7.

ACh do rinneadar clann Israel sáruġaḋ ansa ní móidiġṫe: óir do ġlac * Achan mac Carmi, mic Zabdi, mic Serah do ṫreib Iúdah don ní móidiġṫe, agus do hadnaḋ fearg an Tiġearna a naġaiḋ ċloinne Israel.

*Caib. 22. 20. 1 Croin. 2. 7.

2. Agus do ċuir Iosua daóine ó Iericho go Hai, noċ atá ré táobh Bhet-aben táob soir do Bhetel, agus do labair riú, dá rád, éirġiḋe suas agus braiṫiḋ an tír: agus do ċuadar na daóine suas agus do braṫadar Ai.

3. Agus do filleadar go Iosua, agus a dubradar ris, ná héirġidís na daóine uile suas, ach léig a ttimċioll dá míle nó trí míle fear dul a suas, agus buáileadís Ai, agus ná cuir saoṫar ar na daoinib uile dul ann, óir ni bfuilid acht beagán.

4. Ar sin do ċuaiḋ don pobal a suas ansin timċioll trí míle, agus do teiṫeadar roime muintir Ai.

5. Agus do buáileadar muintir Ai dioḃ timċioll triocad agus seisear fear, óir do ruaġadar iad ón ngeata go fad go Sebarim, agus do buáileadar iad ann na ndul le fánaiġ: ar a nadbarsin do leaġaḋ croiḋe an pobail, agus tangadar ċum a beiṫ amhail uisge.

6. Agus do stiall Iosua a éadach, agus do ṫuit ċum talman ar a aġaiḋ as coinne áirce an Tiġearna go tráṫnóna, é féin agus sinnsir Israel, agus do ċuireadar luaiṫreaḋ ar a gceannaib.

7. Agus a dubairt Iosua, uċ a Ṫiġearna Dia, creud fá ttug tú an pobalso ar iomċor a nall tar Iordan dár seaċadaḋ a láim na Namoriteach dar sgrios? do bfearr linn go mbeimís deóntach fanṁaċ ar an ttáob ṫall do Iordan.

8. O a Ṫiġearna, creud a déarfa mise a nuáir iompoiġios Israel a ndroim roime a náimhd?

9. Oir cluinfid na Cananitiġ, agus dúṫċuisiġ na tíre é, agus tiocfaid ar ttimċioll fa gcuairt, agus gearrfaid ar nainm amaċ don talamh: agus creud doḋéanas tusa red ainm mór?

10. Agus a dubairt an Tiġearna re Iosua, éiriġ suas, creud as a luiġionn tú mar so ar haġaiḋ?

11. Do peacaiġ Israel, agus do sáruiġeadar mo ċunnradh, noċ do aiṫin mé dhóib: óir do ġlacadar don ní móidiġṫe, do ġadadar mar an gcéadna fós, agus níor léigeadar sin orra, agus do ċuireadar a measg a ccoda féin é.

12. Uime sin níor fédadar clann Israel seasam as coinne a námad, acht do iompoiġeadar a ccúl roime a naimde, do ċionn go rabadar malluiġṫe: agus ni bia mise maille lib feasda, muna sgriosṫaoi an malluiġṫe ó beiṫ bur measc.

13. Éiriġ, naómaiġ an pobal, agus abair, náomuiġe sib féin a gcoinne an laói márach: óir is marso a deir an Tiġearna Dia Israel, atá ní móidiġṫe ann bur lár ó Israel, ni fédtaoi seasam

seasam

sesaṁ ar coiṁe bur náṁad, nó go
gcurtaói uáiḃ an ni mallaiġṫe ó
beiṫ bur measc.

14. Air a nadḃar sin bearṫar
sib a maidin do réir bur dtreaḃaḃ, a-
gus is amlaiḋ biás, an treaḃ a mbearra
an Tiġearna go ttiucfaiḋ do réir a
muintear, agus an muintir a mbearra
an Tiġearna tiucfaiḋ na ttiġtib, a-
gus an tiġ a mbearra án Tiġearna
tiucfaiḋ na nduine agus na nduine.

15. Agus is eaḋ biás de, an té
ar a mbearṫar leis an ni móidiġṫe,
loisgfiġear lé teinid é féin agus a
mbia aige uile, do bríġ gur sáruiġ
sé cunnraḋ an Tiġearna, agus do
bríġ gur oibriġ sé leime a Nios-
rael.

16. Mar sin do éiriġ Iosua go
moċ ar maidin, agus tug Israel leis
iona ttreaḃaiḃ, agus do gabaḋ treaḃ
Iúdah.

17. Agus tug sé leis treaḃ Iú-
dah, agus do ġlac sé muintir na
Sarhiteach: agus tug sé leis muin-
tir na Sarhiteċ duine ar duine, agus
do gabaḋ Sabdi.

18. Agus tug sé leis lucht a tiġe
duine ar duine, agus do gabadh A-
chan mac Carmi, mic Sabdi, mic Sē-
rah, do ṫreib Iúdah.

19. Agus a duḃairt Iosua re A-
chan, guidim tú a mic, taḃair glóir
don Tiġearna Dia Israel, agus déna
admáil ris, agus innis damsa a nois
cred do riṅe tú, ná ceil orum é.

20. Agus do freagair Achan Io-
sua, agus a duḃairt, go deimin do
peacaiḋ mé a naġaiḋ an Tiġearna Dia
Israel, agus marso agus marso
do riṅe mé.

21. A nuáir do connairc mé a measc
na neadálach culaiḋ bhreaġḋa bhabi-
lónta, agus dá ċéd Secel airgid, 7
barra óir, do ċomtrom caogad secel,
ann sin do sanntuiġ mé iad, agus rug
mé liom iad, agus feuch atáid a bfo-
lách ann sa talum a lár mo lóistin,
agus an tairgiod faói.

22. Ann sin do ċuir Iosua teaċta
uaiḋ, agus do riṫeadar gus an lóis-
tin, agus féuch do bí sin a bfolach
iona lóistin, agus an tairgiod faoi.

23. Agus do tógbadar amaċ iad
as lár an lóistin, agus tugadar
go Iosua iad, agus go cloinn Israel
uile, agus do leagadar amaċ iad ar
coiṁe an Tiġearna.

24. Agus do ġlac Iosua agus
Israel uile maille ris Achan mac Sē-
rah, agus an tairgiod, agus an ṫé-
dach, agus an barra óir, agus a
mic, agus a inġiona, agus a daim,
agus a assail, agus a ċaoiriġ, a-
gus a lóistin, agus a raiḃ aige uile,
agus tugadar go gleann Achor iad.

25. Agus a duḃairt Iosua, cred
as ar buáiḋir tusa sinne? buáidreo-
ċaiḋ an Tiġearna tusa a niug. Agus
do ċloċadar Israel uile lé cloċaiḃ
é, agus loisgeadar iad lé teine,
tar éis a ccloċaḋ lé cloċaiḃ.

26. Agus do tógbadar leasa
mór cloċ ós a cionn gus a niug: mar
sin do fill an Tiġearna ó fioċ a
feirge: uime sin do goireaḋ gleann A-
chor dainm don náit gus a niug.

---

## CAIB. 8.

AGus a duḃairt an Tiġearna
re Iosua, na * bioḋ eagla * Deut. 1.21.
ort, agus ná huaimniġear & 7.18.
tú: beir leat na fir ċogaiḋ
uile, agus éiriġ, im-
ṫiġ suas go Hái: feuch, tug misi ad
láim Ri Ai, agus a daoine, agus a
ċaṫair, agus a ḋuiṫċe.

2. Agus do déna tú re Hái, a-
gus re na Riġ mar do riṅe tú re
* Iericho, agus re na Riġ: amáin * Caib. 6.21.
a héadáil agus * a hainmhinte glacfaiḋe * Deut. 20.14.
mar ċreiċ ċugaiḃ féin; cuir luiġeacan
ort ar an ccaṫair taoḃ ṡiar di.

3. Annsin do éirigh Iosua, agus an lucht cogaidh cum dul suas a nagaidh Ai, agus do thogh Iosua amach triochad míle d'fearaibh láidire a ngaisgidh, agus do chuir ar siubhal iad san oidhche.

4. Agus do aithin sé dhíobh, ga rádh, féch, beithi a luighecán re hagaidh na cathrach, taobh siar don chathraigh: ná bithi rófhada ón ccathraigh, acht bithi uile réidh.

5. Agus racha mise agus a bhfuil do dhaoinibh liom cum na cathrach, agus tiocfa a cionn a nuair thiucfaid siadsan amach ar nagaidh, mar an ccéaduair go ttéithfimne rompa.

6. Óir thiucfaid siadsan ar ndiaigh amach nó go ttairringiom ón ccathraigh iad: óir a deraid, do theitheadar rómhainn mar an gcéaduair.

7. Ar a nadhbharsin teithfimne rompasan: agus annsin éireochthaoisi as an luighecán, agus selbhéoghaidh an chathair; óir do bhéara bhur TTighearna Dia ann bhur láimh í.

8. Agus is amhluidh biaś a nuáir ghébhthaoi an chathair, go ccuirfidhe an chathair tré theine, do réir aithne an Tighearna do dhéantaoi: féchaidh do aithin misi dhaoibh é.

9. Uimesin do chuir Iosua amach iad, agus do chuadar do luighe a bhforaire, agus do fhosadar idir Bhetel agus Ai an táobh siar do Ai, acht do fan Iosua a noidhchesin a measg an phobail.

10. Agus do éirigh Iosua go moch ar maidin, agus do áirimh sé an pobal, agus do chuaidh suás é féin agus sinnsir Israel roimhe an bpobal go hAi.

11. Agus do chuadar na daoine uile, eadhon a raibh do lucht cogaidh na fochair, súas, agus do tharraingeadar a ccomhfhogus, agus tangadar as coinne na cathrach, agus do champuigheadar ar an ttaoibh thuaidh do Ai: a nois do bhí gleann eatorra agus Ai.

12. Agus do rug sé leis timcheall chúig míle fear, agus do chuir na luighe iad a bhforaire idir Bhetel agus Ai, ar an ttaobh siar don chathraigh.

13. Agus a nuáir do shuigheadar na daoine, eadhon an slúagh do bhí don taoibh thuaidh don chathraigh, agus a luighecan don taoibh siar; do chuaidh Iosua a noidhchesin go lár an ghleanna.

14. Agus tárla a nuair do chonairc Rígh Ai sin, go ndearnadar deithbhir, agus gur éirgheadar súas go moch, agus do chuadar fir na cathrach amach a nagaidh Israel, é féin agus a mhuintir uile cum catha a nam cinnte as coinne an réidhe: acht níor mhothaigh go raibh luighecan na aghaidh air an taoibh siar don chathraigh.

15. Agus do léig Iosua agus Israel orra féin mar do beidis buailte, agus do theitheadar a slighe an fhásaigh.

16. Agus do goireadh a raibh do dhaoinibh ann Ai a ccionn a chéile na ttóraigheacht, agus do leanadar Iosua agus do tairringeadh ón ccathraigh iad.

17. Agus níor fágbhadh duine ann Ai, nó a Ibhetel nach deachaidh amach do leanmhuin Israel, agus do fágbhadar an chathair osgailte, agus do leanadar Israel.

18. Agus a dubhairt an Tighearna re Iosua, sín amach an gath atá ad láimh a nagaidh Ai: óir do bhéara misi ad láimh í. Agus do shín Iosua an gath do bhí iona láimh leath ris an ccathraigh.

19. Agus do éirigh an luighecán go mear asa náitibh, agus do ritheadar an ball ar shín seision a lámh, agus do chuadar a steach don chathraigh, agus do ghabhadar í, agus do dheifrigheadar, agus do chuireadar an chathair tré theinidh.

20. Agus a nuair do fhéchadar muintir Ai na ndiaigh, do chonncadar, agus féch do chuaidh deatach na cathrach súas go neimh, agus ní raibh neart aca teitheamh don taoibhsi, ná don taoibh oile: agus na daoine do theith san bhfásach do filleadar ar a nais ar an ttóir.

21. Agus a nuair do chonairc Iosua agus Israel uile gur ghabh an luighecán an chathair, agus gur éirigh deatach na cathrach súas, annsin do filleadar a ris, agus do mharbhadar muintir Ai.

Agus

22. Agus tangadar cách eile amach as an gcaṫraiġ na nagaiḋ, ionnus go rabhadar a lár Israel, cuid (D'Israel) don taóiḃsi, is cuid don taóiḃ úd, agus do ḃuáileadar iad, *Deut. 7. 2. ionnus nar léigeadar * neach ar biṫh as, nó imṫeaċt díob.

23. Agus do ġabhadar Riġ Ai na beaṫaiġ, agus tugadar ċum Iosua é.

24. Agus tárla a nuáir do ċríoċnuiġeadar Israel dúṫċuraiġ Ai uile do marḃaḋ ann sa maċaire san bfásaċ, mar ar ṫiomáineadar iad, agus a nuáir do ṫuiteadar uile lé faobhar an ċloiḋim nó gur sgriosaḋ uile iad, gur ḟilleadar na Hisraeliṫiġ uile go Hái, agus gur ḃuáileadar i lé faobhar an ċloiḋim.

25. Agus an méid do ṫuit an lá sin idir ḟearaiḃ agus mnáiḃ, do ḃádar dá míle déug, ġoon muintir Ai uile.

26. Oir níor ḟill Iosua a lámh ⁊ a ḃais, noċ do ṡín sé leis an ngaṫ, nó gur díoṫlaiṫiġ sé áitreaḃuiġ Ai uile.

*Uibhr. 31. 22, 26. 27. * Amáin áirnéis agus éadáil na caṫraċa sin rug Israel léo mar ċreiċ dóiḃ féin do réir ḃreiṫre an *Fearf. 2. Tiġearna, noċ do * aiṫin sé do Iosua.

28. Agus do loisg Iosua Ai, agus do rinne cárn di go bráṫ, áit fásuiġ gus a niuġ.

29. Agus do ċroċ sé Riġ Ai lé crann go tráṫnóna, agus ar ball a ndeaċaiḋ an ġrian faói, do ḟuagair Iosua a ċorp do leagaḋ a nuas don ċrann, agus a teilgion a ndul a sṫeaċ ġeata na caṫraċ, agus do * tógbha- *Caib. 7. 26. dar cárn mór ós a ċionn, noċ mairios gus a niuġ.

30. Ann sin do rinne Iosua altóir don Tiġearna Dia Israel, a sliaḃ Ebal.

31. Mar do aiṫin Maóise óglaċ an Tiġearna do ċloinn Israel, mar atá *Exod. 20. 25. Deut. 27. 5. sgríoḃṫa * a leaḃar dliġe Mhaóise, altóir do ċloċaiḃ iomlána, ⁊ nar tóg duine ar biṫ iarann: agus do ofráladar orra sin iodbharta loisge don Tiġearna, agus do íodbhradar ofrála síoṫċána.

32. Agus do sgríoḃ sé ann sin ar na cloċaiḃ cóib dliġe Mhaóise, noċ do sgríoḃ sé a bfiaḋnuise ċloinne Israel.

33. Agus do ṡeas Israel uile, agus a ṡeanóiriġe, agus a noifigiġ, agus a mbreiṫeaṁuin don taóiḃsi don áirc, agus ar an ttaóiḃ oile, roiṁe na Sagairt Lebiteaċ, noċ do iomċair áirc ċunnarta an Tiġearna, araón an coimiṫeaċ agus an té rugaḋ na measc: leaṫ díob ṫall as coinne sléibe Gerizim, agus an leaṫ oile díob ṫall as coinne sléibe Ebal: * mar do aiṫin *Deut. 11. 29. & 27.12 Maóise óglaċ an Tiġearna roiṁe, go mbeanóċaidís pobal Israel.

34. Agus na diáiġ sin do léiġ sé briaṫra an dliġe uile, na beannaċa agus na mallaċa do réir a nuile neiṫe dá bfuil sgríoḃṫa a leaḃar an dliġe.

35. Ní raiḃ focal dar aiṫin Maóise nar léigh Iosua a laṫair ċoṁṫionóil ċloinne Israel uile, * maille *Deut. 31. 12. ris na mnáiḃ, agus leis na leanbaiḃ, agus leis na coimiġṫiḃ do ḃí gnáṫaċ na measg.

---

## CAIB. 9.

Agus tárla a nuáir do ċualadar na Riġṫe uile do ḃí don taóiḃsi do Iordan ⁊ na sléiḃṫiḃ agus air na gleanntaiḃ, agus ar imlib na fairrge móire uile ṫall as coinne Lebanon, na Hitiṫiġ, agus na Hamoriṫiġ, agus na Cananiṫiġ, agus na Periziṫiġ agus na Hibiṫiġ agus na Iebusiṫiġ:

2. Gur ċruinniġeadar iad féin uile a gcionn a ċéile do ṫroid re Iosua, agus re Hisrael do aon toil amáin.

3. As a nuáir do ċualadar muintir Ghibeon, mar do rinne Iosua re Iericho, agus re Hái:

4. Do rinneadarsan go ceilgaċ, agus

gus do ċuadar, agus do léigeadar
orra gur teasaiad; agus tugadar
sean saic léo ar a nasalaib, agus
sean buideil ḟiona briste cengailte
suas.
5. Agus seanbróga aċċóruiġe air
a ccosuib, agus seanéduiġe orra, a-
gus do bi arán a lóin uile tirim
agus liaṫ.
6. Agus do ċuadar go Iosua don
nfoslungport a Ngilgal, agus a
dubradar ris, agus re feruib Is-
rael, Tangamar as tír imċéin: a
nois uime sin dénuiġ síṫ rinn.
7. Agus a dubradar fir Israel
ris na Hibitib, do bféidir gurob eadar-
ruinn féin do niṫi comnuiġe, agus cionnus
do déanmaois cengal ribh?
8. Agus a dubradarsan re Iosua,
as seirbisiġ duit sinn: agus a du-
bairt Iosua riusan, cia sibh? agus
cáit as a ttangabair?
9. A dubradarsan ris, ó tír ró
ḟada uáit tangadar do seirbisiġ ar
son anma do Thiġearna Dé; óir do
ċúalamar a ċlú, agus a ndéarna sé
uile san Negipt.
10. Agus a nuile ni dá ndéarna
sé ré dá Ríġ na Namoriteach, do bí
táob ṫall do Iordan, ré Sihon Ríġ
Hesbon, agus ré Og Ríġ basan,
noċ do bi an Astárot.
11. Ar a nadbarsin do labradar
sinnsir, agus muintir ar ttíre uile
rinn, ga rád, beiriḋ lón lib ċum a
nastair, agus éirgiḋe do ṫeagmáil
dóib, agus abraiḋ riu, is seirbisiġ
daóib sinne, uime sin a nois dénuiġ
cengal rinn.
12. Thugamar an tarán so mar lón
linn teiṫ ón ttiġṫib an lá ṫangamar
amach do ṫeaċt go ruige sibsi, as a
nois féuċ atá an tarán tirim, agus
ata sé liaṫ.
13. Agus na buideil si do líona-
mar dfíon, do bádar nuá, as féuċ
atáid briste, agus iadso ar néduiġ-
ṫe agus ar mbróga atáid foirfe do
briġ ar nastair rofada.
14. Agus do ġlacadar na fir iad
ar son a mbiḋ, agus níor iarradar
comairle as béul an Tiġearna.
15. Agus do rinne Iosua síṫ riu,
agus do rinne cengal riu, léigion
dóib mairṫin, agus tugadar prionnsaiḋe
an ċomṫionóil mionna dóib.
16. Agus tárla a ccionn trí lá tar éis
osaiġ do dénaḋ riu, go ccualadar
gur bidd sin a ccomġarann, agus
gur áitreabadar eatorra.
17. Agus do ġluáisiodar clann Is-
rael ar a naistear, agus tangadar
dá ccaiṫreaċaib an treas lá; a nois
dob iad a ccaiṫreaċa Gibeon, agus
Cephirah, agus Beeroṫ, agus Cir-
iat-Iarim.
18. Agus níor buáileadar clann
Israel iad, do ċionn mar tugadar
prionnsaiḋe an ċomṫionóil a mionna dóib
fan Tiġearna Dia Israel, agus do
rinneadar an comṫionól uile monbar a
naġaiḋ na bprionnsaḋa.
19. Acht a dubradar na prionn-
saiḋe uile ris an gcomṫionól, ṫu-
gamar ar mionna dóib fan Tiġearna
Dia Israel; a nois ar a nadbarsin ni
ḟéadmaoid buáin riu,
20. Do dénam marso riu, eadhon
léigfeam dóib beiṫ béo, deagla diogal-
tais do ṫeaċt orruinn do briġ na mionn
ṫugamar dóib:
21. Agus a dubradar na prionn-
saiḋe riu, léigiḋ dóib mairṫin, acht
bidis na mbuainteoiruib connaiġ, agus
na ttarraingeoiruib uisge don ċomṫionól
uile, mar do * ġealladar na pri- * Fearſ. 15
onnsaiḋe dóib.
22. Agus do ġoir Iosua orra, a-
gus do labair sé riu, ga rád, creud
far meallabair sinn; gá rád, atámaoid
ro ḟada uáib, a nuair gurob eadarruinn
ċomnuiġṫi?
23. Anois ar a nadbarsin atátaoi
malluiġṫe, agus ni biáiḋ énduine agaib
sáor ó beiṫ bur ndáoirsineaċuib, a-
gus bur lucht buána connaiġ agus tarrang-
ṫe uisge ċum tiġe mo Dhé.
24. Agus do ḟreagradarsan Iosua,
agus a dubradar, do briġ gur dear-
bad dot seirbiseaċuib mar do * aiṫin * Deut. 7. 1
do

da Thiġearna Dia dá óglach Maoise,
an dúiṫche uile do ṫabairt daoibse, agus
dúṫċusaiġ na tíre uile do sgrios ro-
ṁaibh; uime sin do bhámar lán d'eagla ar
nanmann romhaibhsi: agus do rinneamar
an nisi.
25. Agus a nois féuch, atámaoid
ad láimsi: mar as fearr do ċítear dhuit
do dhéanamh rinn, déan é.
26. Agus do rinne sé mar sin riú,
agus do ṡaor as láimh ċloinne Israel
iad, nar marbhadar iad.
* 27. Agus do rinne Iosua an lá sin
gearrthóirid connaidh díobh, agus tarrung-
teóirid uisge don ċomhṫionól,
agus d'altóir an Tiġearna gus an
niuġ, annsa náit do ṫoiġeóṫadh sé.

* Deut. 21. 23.
Caib. 8. 29.

## Caib. 10.



Nois táinic a ccríċ a nuair
do ċualaidh Adonisedec Riġ
Ierusalem, mar do ġabh Io-
sua í, agus ġur dhíoṫlai-
ṫriġ sé thríd amach í * mar
do rinne re Iericho, agus re na Riġ,
mar sin do rinne re * Hái, agus re na
Riġ, agus mar do rinneadar muintir
Ghibeon síṫ ré Israel, agus mar do
bhádar na measg;
2. Gur eagluiġeadar go mór, do
ḃríġ go raibh Gibeon na caṫraiġ móir,
mar aon do na caiṫreaċaibh ríoġamhla,
agus do ċionn gur mó í ná Ai, agus
go rabhadar a daoine uile láidir.
3. Uime sin do ċuir Adonisedec Riġ
Ierusalem síos go Hoham Riġ Hebron
agus go Piram Riġ Iarmut, agus go
Iophia Riġ Lachis, agus go Debir Riġ
Eglon ġa rádh;
4. Tigidh suas ċuġamsa, agus
cuidiġe liom le mbuailfimis Gibeon:
óir do rinne sé síṫ re Iosua, agus
re cloinn Israel.
5. Ar a nadhbharsin do ċruinniġeadar
cúig Riġṫe na Namoriteaċ iad féin a

* Ca. 6. 25.
* Ca. 8. 3

cceann a chéile, Riġ Ierusalem, Riġ Hebron,
Riġ Iarmut, Riġ Lachis, Riġ Eglon,
agus do ċuadar suas, iad féin agus
a slóiġ uile, agus do ċoimhṫiġeadar
a naġaidh Gibeon, agus do rinneadar
cogadh na haġaidh.
6. Agus do ċuireadar muintir Ghi-
beon síos ċum Iosua don ċampa go
Gilgal, ġá rádh, ná mainnistiġ do
lámh ód sheirbhiseachaibh, tarr ċugainn
tráṫ, agus sáor sinn, agus tarṫaiġ
sinn: óir atáid na Riġṫe áitreabhus
isna sléibhtibh uile ar ccruinniuġadh ar
naġaidh.
7. Annsin do ċuáidh Iosua suas ó
Ghilgal, é féin, agus a lucht cogaidh
uile na ḟochair, agus na gaisgidh
neartmhara uile.
8. Agus a dubhairt an Tiġearna ré
Iosua, ná heagluiġṫear tú rompa; óir
do ṡeachaidh misi ad láimh iad; ni ṡeasfa
duine díobh romhad.
9. Tháinic Iosua ar a nadhbharsin
ċuca go hobann, agus do ċuáidh sé
súas ó Ghilgal ansa noidhċe.
10. Agus do ċlaoidh an Tiġearna
iad roimhe Israel, agus do ṁarbh iad
re hár mór a Ngibeon, agus do ṫiomáin
iad ar fud na sliġeadh ṫéid suas go
Betoron, agus do ḃuaileadar iad go
Asecah, agus go Macedah.
11. Agus tárla mar do bhádar
ag teiṫeamh roimhe Israel, agus iad
ag dul ré fánaidh go Betoron, gur
ṫeilg an Tiġearna cloċa móra a nuas
ó neamh orra go nuige Asecah, agus
gur marbhadh iad: ba mó an mhéid do
marbhadh le cloiċsneaċta díobh, ná ar mar-
bhadar clann Israel leis an ccloidheamh.
12. Ann sin do labhair Iosua ris
an tTiġearna an sa lá toirbhir an Ti-
ġearna na Hamoritiġ suas roimhe ċloinn
Israel, agus a dubhairt sé a radharc
Israel, * a ġrian fan ad ċomhnuiġe ar
Ghibeon, agus a ġealach fansa ad sea-
samh a ngleann Aialon.
13. Agus d'fan an ġrian na seasamh, agus
do sdad an ġealach, no gur dhíoghladar na
daoine iad féin ar a naimhdibh. Nach bhfuil
so sgríobhṫa a leabhar Iaser? mar sin
d'fan

* Isai. 26. 21.
Ecclus. 46. 4.

ḋfan an ġrian na seasaṁ a láṫair neiṁe, agus níor ḋeiṫfiġ ar ḋul faoi ṫimċioll láoi iomláin.

14. Agus ní raiḃ lá riaṁ cosṁuil ris sin roiṁe nó na ḋiaiġ, gur éisd an Tiġearna re guṫ ḋuine; óir do ṫroid an Tiġearna ar son Israel.

15. Agus d'fill Iosua, agus Israel uile maille ris don ċampa go Gilgal.

16. Ach do ṫeiṫiodar na cúig Riġṫe, agus do ḋfolaiġeadar iad féin a nuaiṁ ag Macedah.

17. Agus do hinnseaḋ sin do Iosua, gá ráḋ, do friṫ an cúigear Riġṫe a nuaiṁ ag Macedah.

18. Agus a duḃairt Iosua, Iomċóiḋ Cloċa móra ar ḃéul na huaiṁa, agus cuiriġ daoine láiṁ ria dá ccoiṁéad.

19. Ach ná fanaiḋ, lenaiḋ a ndiaiġ bur náṁad, agus buailiḋ a ndeireaḋ, ná léigiḋ dóiḃ dul a steaċ dá gcaiṫreaċaiḃ: óir do ṫoirḃir bur tTiġearna Dia an bur láṁaiḃ iad.

20. Agus tárla a nuair do ċríoċnaiġ Iosua agus clann Israel a marḃaḋ lé hár ro ṁór, nó gur sgriosaḋ iad, go ndeaċadar an méid do ṁair díoḃ a steaċ a gcaiṫreaċaiḃ daingne.

21. Agus do filleadar an pobal uile don ċampa go Iosua a Macedah a sioṫċáin: níor ċorraiġ duine a ṫeanga a naġaiḋ aoin do ċloinn Israel.

22. Ann sin a duḃairt Iosua, osgailiġ béul na huaiṁa, agus tabair ċugam amaċ na cúig Riġṫe sin as a nuaiṁaiġ.

23. Agus do rinneadar mar sin, agus tugadar na cúig Riġṫe sin ċuige amaċ as a nuaiṁ, Rí Ierusalem, Rí Hebron, Rí Iarmut, Rí Lacis, agus Rí Eglon.

24. Agus tárla a nuair tugadar na Riġṫe sin amaċ go Iosua, gur goir Iosua ar feraiḃ Israel uile, agus a duḃairt sé re caiptínib an luċt cogaiḋ do ċuaiḋ leis, druidiḋ a leiṫ, cuiriḋ bur ccosa ar ṁuinéalaiḃ na Ríoġso: agus tangadar láiṁ ris, agus do ċuireadar a ccosa ar a muinéalaiḃ.

25. Agus a duḃairt Iosua riú, ná húaimniġiġ siḃ, agus ná biṫí imṡníoṁaċ, biṫí láidir agus láimbeóḋa, óir is mar so do ḋéna an Tiġearna ré bur naiṁdiḃ uile re a ttroidfiġ.

26. Agus na ḋiaiġ sin do ḃuail Iosua iad, agus do ṁarḃ sé iad, agus do ċroċ sé ar ċúig crannaiḃ iad: agus do ḃádar croċta ar na crannaiḃ go tráṫnóna.

27. Agus tárla a nam dul faoi na gréine gur fúagair Iosua, agus * tugadar a nuas as na crannaiḃ iad, agus do teilgeadar an sa nuaiṁ iad mar a raḃadar a bfolaċ, agus do ċuireadar cloċa móra a mbéul na huaiṁa, noċ mairios gus a niuġ.

* Deut. 21. 23. Caib. 8: 29.

28. Agus an lá céadna sin do ġaḃ Iosua Macedah, agus do ḃuail i lé faobar an ċloiḋiṁ, agus a Ríġ, do ṁarḃ sé trid amaċ iad féin, agus a raiḃ d'anmannaiḃ inte, níor léig sé aon díoḃ as: agus do rinne sé ré Ríġ Macedah, * mar do rinne ré Ríġ Iericho.

* Caib. 6. 21.

29. Ann sin do ġluais Iosua ó Macedah, agus Israel uile maille ris go Libnah, agus do ṫroid sé a naġaiḋ Libnah.

30. Agus do ṫoirḃir an Tiġearna í mar an gcéudna, agus a Rí a láiṁ Israel, agus do ḃuail sé i lé faobar an ċloiḋiṁ, agus a raiḃ d'anmannaiḃ inte: níor léig sé aon díoḃ as dá raiḃ inte, agus do rinne sé ré na Ríġ mar do rinne re Ríġ Iericho.

31. Agus do ġluais Iosua ó Libnah, agus Israel uile maille ris go Lachis, agus do ċampaileadar na haġaiḋ, agus do ṫroideadar na haġaiḋ.

32. Agus do ṫeagaiḃ an Tiġearna Lacis a láiṁ Israel, noċ do ġaḃ í an dara lá, agus do ḃuail i le faobar an ċloiḋiṁ, agus a raiḃ d'anmannaiḃ inte, do réir a nuile neiṫe, do rinneadar re Libnah.

33. Ann sin tainic Horam Righ Gezer suas do chongnaṁ le Lachis, agus

agus do ḃuáil Iosua é féin, agus a ṁuintir, no gur fág gan ſnoṫne béo é.

34. Agus do ġluáis Iosua ó Lachis go Heglon, agus Israel uile maille ris, agus do ſuiġeadar a ccampa re na huċ, agus do ṫroid-eadar na haġaiḋ.

35. Agus do ġabadar i an lá sin, agus do ḃuaileadar i lé faobar an ċloiḋim, agus a raib danmanaiḃ inte, do ṁarbaḋ iad an lá sin do réir gaċ lnnerte dá ndéarnaḋ re Lachis.

36. Agus do ċuáiḋ Iosua suas ó Eglon, agus Israel uile maille ris go Hebron, agus do ṫroideadar na haġaiḋ.

37. Agus do ġabadar i, agus do ḃuaileadar i lé faobar an ċloiḋim, agus a Riġ, agus a caiṫreċa uile, agus a nuile anam dá raib inte, níor fág ſnoṫne béo díob, do réir a nuile ni dá ndéarnaḋ re Heglon, aċh do ſgrios go hiomlán i, agus a raib danmanaiḃ inte.

38. Agus do fill Iosua agus Israel uile maille ris go Debir, agus do ṫroid na haġaiḋ.

39. Agus do ġab i, agus a Riġ, agus a caiṫreċa uile, agus do ḃuail-eadar iad lé faobar na ċloiḋim, agus do ṁarbadar a raib danmanaiḃ inte, níor fág aon béo; mar do riñe sé re Hebron is mar sin do riñe re Debir, agus re na Riġ, mar do riñe fós re Libnah, agus re na Riġ.

40. Mar sin do ḃuáil Iosua tir na sliab, agus an taoiḃ ó ḋes, agus na ngleanta, agus na ſruṫ, agus a Riġte uile, níor fág neċ béo díob: aċh do ſgrios sé uile an mead ionar raib anál, mar do * aitin an Tiġerna Dia Israel.

* Deut. 20. 16. 17.

41. Agus do ḃuáil Iosua iad ó Chadesbarnea go nuige Gaza, agus tir Ghossen uile go nuige Gibeon.

42. Agus do ġab Iosua na Riġ-ṫe sin uile, agus a dtir a naon ċeaḋ, do ḃríġ gur ṫroid an Tiġerna Dia Israel ar son Israel.

43. Agus do fill Iosua, agus Israel uile maille ris don ċampa go Gilgal.

# C A I B. II.

AGus tárla a nuair do ċualaiḋ Iábin Riġ Hásor na neiṫe si, gur ċuir sé cum Iobab Riġ Madon, agus go Riġ Simron, agus go Riġ Achsaph,

2. Agus cum na Riġte do bi buḋ ṫuáiḋ ar na sléibtib agus buḋ ḋes ar réiteċh Cinerot, agus ansa ġleñ, agus a nimlib Dor taoiḃ siar;

3. Agus ċum an Chananitiġ soir agus siar, agus ċum an Amoritiġ, agus ċum an Hititiġ, agus ċum an Pherisitiġ, agus ċum an Iebusitiġ aña na sléibtib, agus ċum an Hibitiġ faoi Hermon a ttir Mispeh.

4. Agus do ċuadar amach, iad féin, agus a slóiġ uile maille riu morán daoine mar an ngaineam atá ar tráiġ na fáiġe ar iomadamlaċ, maille re marcsluaġ agus ro mórán carbad.

5. Agus a nuair do ċruiñiġeadar na Riġte sin uile a ccion a ċéile, tangadar agus do riñeadar coṁnaiġe a bfoċair a ċéile ag uisgiḃib Merom do ṫroid a naġaiḋ Israel.

6. Agus a duḃairt an Tiġerna re Iosua, ná bíoḋ eagla ort ar a son sud; óir tiucfaiḋ amáraċh timċioll na huaire si iad marḃ uile ar coiṁe Israel: gearrfaiḋ tú a bfeiṫe ċapall, agus loisgfiḋ tú a ccarbaid re teine.

7. Mar sin tánic Iosua, agus an luċt cogaiḋ uile leis na naġaiḋ ag uisgiḃib Merom go hobann, agus do ṫiomáineadar orra.

8. Agus do ṫoiḃair an Tiġerna a láim Israel iad, noċ do ḃuail iad, agus do ruaiġeadar iad go Sidon mór, a-

gus

gus go Missrepotmaim, agus go gleann Mispeh soir, agus do buáileadar iad no gur fágbadar gan áon béo díob.

9. Agus do rinne Iosua mar a dubhairt an Tighearna ris, do ghearr sé iosgada a neach, agus do loisg sé a gcarbaid ré teinid.

10. Agus do fill Iosua an tansin ar a ais, agus do gab Hasor, agus do buáil a Righ leis an gcloidheamh: óir do bí Hasor roimhe sin na cheann ar na rioghachtaibh uile.

11. Agus do buáileadar a raib danmannaibh inte lé faobhar an chloidim ga sgrios uile, níor fágbadh áon díob do tarraing anála, agus do loisg sé Hasor le teinid.

12. Agus do gab Iosua caithreacha na Righthe sin uile, agus a Righthe uile do gab sé, agus do buáil iad lé faobar an chloidim, agus do sgrios tríd amach iad, * mar do aithin Maoise seirbhíseach an Tighearna.

* Uibhr. 33. 52. Deut. 7. 2. & 20. 16, 17.

13. Ar ar son na gcaithreach noch do sheas a gcomhnaidhe iona neart, níor loisg Israel enchathair díob ach Hasor amháin do loisg Iosua.

14. Agus tugadar clann Israel léo mar chreich dóib féin uile eadáil agus áirnéis na gcaithreachsin: ach do buáileadar gach uile duine le faobar an chloidim no gur díothlaithrigheadar iad, níor fágbadar áon do tarraing anála.

15. * Mar do aithin an Tighearna dá sheirbhíseach Maoise, is mar sin do * aithin Maoise do Iosua, agus do rinne Iosua mar sin: níor fág sé eini gan déanamh do uile ni do fhógair an Tighearna do Mhaoise.

* Exod. 34. 11.
* Deut. 7. 2.

16. Mar sin do ghab Iosua an chríochsin uile, na cnuic, agus an deisceirt uile, agus fearann Gosen uile, agus an gleann, agus an réidhe, agus sliabh Israel, agus a ghleann sin:

17. Eadhon ó sliab Hálac téid suas go Seir go Baalgad a ngleann Lebanon faoi sliab Hermon: agus do gab sé a Righthe uile, agus do buáil iad agus do marb sé iad.

18. Do rinne Iosua cogadh a bfad daimsir ris na Righthibhsin uile.

19. Ni raib Cathair do rinne sith ré cloinn Israel, acht na Hibitigh * amháin, áitreabhaigh Ghibeon; do gabadar an chuid oile uile a ccath.

* Caib. 9. 3.

20. Oir is ón Tighearna táinic cruadhughadh a ccroidhe, chor go ttiucfaidis a nagaidh Israel a gcath, chor go mursadh iad uile trid amach, agus ionnus nach bfuighdis tróchaire air bith, ach go sgriosfadh sé iad, mar do aithin an Tighearna do Mhaoisi.

21. Agus ansa namsin tháinic Iosua, agus do sgrios sé amach na Hanacimigh ó na sléibhtibh, ó Hebron, ó Dhebir, ó Anab, agus as sléibhtibh Iudah uile, agus ó sléibhtibh Israel uile: do léirsgrios Iosua iad uile gona gcaithreachaibh.

22. Níor fágbadh éinduine do na Hanacimibh a bfearann cloinne Israel: amháin a Ngása, a Ngat, agus an Asdod, do fágbadh daoine iontasin.

23. Mar sin do gab Iosua an tír uile, do réir a nuile ni dar labhair an Tighearna ré Maoise, agus tug Iosua mar oighreacht do Israel é * do réir a roinna iona ttreabhaibh, agus do sguir an díthche do chogadh.

* Uibhr. 26. 53.

## CAIB. 12.

ANois is iad so Righthe na criche do buáil clann Israel, agus dar sealbhuigheadar a bfearann ar an ttaob oile do Iordán leth ré héirghe na gréine: ó nabhainn Arnon go sliab Hermon, agus an réidhe uile ar an ttaoibh soir.

2. * Sihon Righ na Namoriteach, noch do áitreabh an Hesbon, agus do riaghladh ó Aroer noch atá ar bruach na habhann Arnon, agus ó lár na habhann,

* Uibhr. 21. 24. Deut. 3. 6.

ban, agus ó leaṫ Gilead gus a naḃuinn
Iabboc, noċ bá teora ċloinne Am-
mon:
3. Agus ón réiteaċ go fairge Chine-
rot ar an ttaoḃ soir, agus go
fairge an réitiġ, eadhon a ḃfairge sailte
taob soir, an tsliġe go Bet-iesimot:
agus ón taoḃ ó dheas faói * Asdot-pis-
gah.
4. Agus córta Og Riġ Básan,
noċ do ḃi * dfuiġioll na naiteaċ do áit-
reaḃ an Astárot, agus an Edrei,
5. Agus do riaġluiġ a sliab Her-
mon, agus a Salcah, agus a Mbás-
an uile go himiol na Ngesuriteaċ, a-
gus na Maachatiteaċ, agus leaṫ Gil-
ead, teora Shihon Riġ Hesbon.
6. Do buáil Maóise óglaċ an Tiġer-
na agus clann Israel iadsin, agus
* tug Maóise óglaċ an Tiġerna sin
mar seilḃ do na Reubinitiḃ, agus do
na Gaditiḃ, agus do leiṫtreaḃ Mha-
nasseh.
7. Agus is iadso Riġte na críċe
do buáil Iosua agus Israel don
taóibsi do Iordan taóiḃ siar, ó Bha-
algad a ngleann Lebanon go * Sliab
Halac ṫéid suás go Seir, noċ tug
Iosua do ṫreaḃuiḃ Israel mar seilbh
do réir a roinna.
8. Ansna sléiḃtiḃ, agus ansna
gleantuiḃ, agus ansna réitiḃ, agus
ansna sroṫuiḃ, agus an sa ḃfásaċ,
agus ansa tír ó dheas; na Hititiġ, a-
gus na Hamoritiġ, agus na Canani-
tiġ, na Perisitiġ agus na Hibitiġ
agus na Iebusitigh.
9. * Riġ Iericho, áon: * Riġ Ai,
noċ atá láim ré Betel, áon:
10. * Riġ Ierusalem, áon: Righ
Hebron, áon:
11. Riġ Iarmut, áon: Riġ Lachis,
áon:
12. Riġ Eglon, áon: * Riġ Geser,
áon:
13. * Riġ Debir, áon: Riġ Geder,
áon:
14. Riġ Hormah, áon: Riġ Arad,
áon:
15. Riġ * Libnah, áon: Riġ Adul-
lam, áon:

* Deut.3.17. & 4.49.
* Deut.3.11. Caib.13.12.
* Vibhr.32.29. Deut.3.12. Caib.13.8.
* Caib.11.17.
* Caib.6.2.
* Caib.8.29.
* Caib.10.23.
* Caib.10.33.
* Caib.10.38.
* Caib.10.29.

16. Riġ * Macedah, áon: Righ
Betel, áon:
17. Riġ Thappuah, áon: Riġ Hep-
her, áon.
18. Riġ Aphec, áon: Riġ Lasaron
áon:
19. Riġ Madon, áon: * Riġ Há-
sor, áon:
20. Riġ Simron-meron, áon: Riġ
Achsaph, áon:
21. Riġ Taanach, áon: Riġ Me-
giddo, áon:
22. Riġ Cedes, áon: Riġ Iocneam
ó Charmel, áon:
23. Riġ Dor a gcósta Dor, áon:
Riġ * ċineaḋaċa Ghilgal, áon:
24. Riġ Thirsah, áon: na Riġte
uile triocad, agus áon.

* Caib.10.28.
* Caib.11.10.
* Gen.14.1.

## CAIB. 13.


NUois do bi Iosua sean, a-
gus arsaiġ a mbliadnaiḃh,
agus a duḃairt an Tiġer-
na ris, atá tusa foirfe,
agus arsuiġ a mbliaġnuiḃ, agus atá
fós romórán talman ré selbuġaḋ.
2. Sé so fearann atá fós ré a buain
amaċ, imle na bhfilistineaċ uile, a-
gus Gesúri go hiomlán,
3. O Shihor noċ atá as coinne na
hÉgipte ⁊ fad go himliḃ Ecron buḋ
tuáiḋ, noċ áirmitior do na Canani-
tiḃ: cúig Tiġearnuiġ na bhfilistineaċ:
na Gasatitiġ, agus na Hasdotitiġ,
na Hescalonitiġ, na Gititiġ, agus
na Hecronitiġ, mar an gcéadna na Ha-
bitiġ.
4. On taóib ó dheas uiṫe na Gcana-
niteaċ uile, agus Mearah atá re taób
na Sidonianach go Hapec, go himliḃ
na Namoritech:
5. Agus dúṫaiġ na Ngibliteaċ, a-
gus Lebanon uile leaṫ re héirge gré-
ine ó Bhaalgad faói sliaḃ Hermon, go
dul a steach go Hamat.

6. Dúṫċusoiġ ṡléiḃe na ccnoc uile ó
Lebanon go Misrepotmaim, agus na Si-
dóniaiġ uile, cuirfe mé iad sin amaċ
roimhe ċloinn Israel: amáin roinnsi le
crannċar é do Israel mar oiġreaċt, mar
do aiṫin misi diot.
7. Anois air a naḃairsin roinnsa
an fearannso mar oiġreaċt idir na naoi
ttreiḃiḃ, agus leiṫṫreiḃ Mhanasseh.
8. Oir is mar áon riu do ġaḃadar
* Uibhre 32. na Reubeniṫiġ, agus na Gaditiġ a
33. noiġreaċt, * noċ ṫug Máoise dóiḃ
Deut. 3. 13. táoḃ ṫall do Iordan leaṫ soir, eadhon
Caib. 22. 4. mar ṫug Máoise óglaċ an Tiġearna
dóiḃ.
9. O Aroer atá ar bruaċ na haḃann
Arnon, agus an ċaṫair atá a lár na
haḃann, agus réiṫeaċ Mhedeba uile go
Dibon.
10. Agus uile ċaiṫreaċa Shihon
Riġ na Namoriteaċ, noċ do riaġluiġ
ann Hesbon go teórannuiḃ ċloinne Ammon.
11. Agus Gilead, agus teóra na
Ngesuriteaċ, agus na Maacatiteaċ,
agus sliaḃ Hermon uile, agus Basan
uile go Salcah.
12. Agus rioġaċt Og uile a mBa-
san, noċ ba Riġ ann Astaroṫ, agus
* Deut. 3. 11. ann Edri, noċ do ṁair * d'fuíġioll na naiṫ-
Caib. 12. 4. eaċ: óir is iadso do ḃúail Máoisi,
agus do ṫeilg sé amaċ.
13. Giodheaḋ níor ṡeniosadar clann
Israel na Gesuritiġ, ná na Maaca-
titiġ, atáid na Gesuritiġ, agus na
Maacatitiġ na gcomnuiġe a measc
Israel gus a niuġ.
14. Amáin do ṫreiḃ Léḃi ní ṫug sé
oiġreaċt; sé a noiġreaċtsan ioḋbar-
ṫa an Tiġearna Dé Israel dénta le
teinid, mar a duḃairt sé riu.
15. Agus ṫug Máoise do ṫreiḃ
ċloinne Reuben oiġreaċt do réir a
muinntire.
16. Agus do bé a tteóra ó Aroer
atá ar bruaċ na haḃann Arnon, agus
réiṫeaċ Mhedéba uile:
17. Hesbon, agus a caiṫreaċa uile
atá ann sa réiṫeaċ: Dibon, agus Ba-
motbaal, agus Betbaalmeon,
18. Agus Iahasah, agus Ce-
demot, agus Mapheat,
19. Agus Ciriataim, agus Sib-
mah, agus Saretsahar a Sliaḃ an
ġleanna,
20. Agus Betpeor, agus * Ar- * Deut. 3. 17.
dotpisgah, agus Betiesimot,
21. Agus caiṫreaċa an réitiġ uile,
agus Rioġaċt Sihon Riġ na Namoriteaċ
uile, noċ do rioġuiġ ann Hesbon, noċ do
ḃúail * Máoisi maille re prionsaḋuiḃ * Uibhre 31.
Midian, Ebi agus Recem, agus Sur, 8.
agus Hur, agus Reba, diuicide
Sihon d'áiṫreḃuiġ ann sa tir.
22. Balaam fós mac Beor, an fear
fáistine noċ do ṁarḃadar clann Israel
leis an gclaiḋeaṁ a measg an meide do
ṁarḃaḋ leó.
23. Agus do bí teóra ċloinne Reu-
ben Iordan, agus a bruaċ: do bí so
oiġreaċt ċloinne Reuben do réir a muin-
tire, a ccaiṫreaċa, agus a mbailte.
24. Agus ṫug Máoise oiġreaċt do
ṫreiḃ Gad, eadhon do ċloinn Ghad do
réir a muintire.
25. Agus do bé a tteóra, Iaser,
agus caiṫreaċa Ghilead uile, agus leaṫ
duiṫċe ċloinne Ammon go hAroer atá as
coinne Raabah.
26. Agus ó Hesbon go Ramatmis-
peh, agus go Betonim, agus ó Mha-
hanaim go bruaċ Debir.
27. Agus ann sa ġleann go Betaram,
agus Betnimrah, agus Suocot, agus
Saphon an ċuid oile do rioġaċt Sihon
Riġ Hesbon: Iordan, agus a bruaċ,
eadhon go huir ḟairge Chinnerot air
an ttáoḃ oile do Iordan leaṫ
soir.
28. Si so oiġreaċt ċloinne Gad do réir
a muinntire, agus a ccaiṫreaċa, agus
a mbailte.
29. Agus ṫug Máoise oiġreaċt do
leiṫṫreiḃ Mhanasseh, agus do bé so
seilḃ leiṫṫreiḃe Mhanasseh do réir a
muinntire.
30. Agus dob í a tteóra ó Mha-
hanaim, Básan uile, rioġaċt Og Riġ Bá-
san uile, agus bailte Iair uile, noċ atá
ann Básan trí fiċid caṫair.

31. Agus

31. Agus leath Gilead, agus Astaroth, agus Edrei, caithreacha do rioghachta Og a Mbasan, noch do bhain re cloinn Mhachir mic Manasseh, eadhon do leath cloinne * Machir, do réir a muinntire.
* Uibhr. 32. 39.

32. Siad so na tionta do roinn Maoise mar oighreacht a réitigh Moab don taoibh oile do Iordan láimh re Ierichó * leth soir.
*Caib. 18. 7.

33. Acht do threibh Lebi ni tug Maoise oighreacht ar bith: Do be an Tighearna Dia Israel a noighreacht san, mar * a dubhairt sé riu.
*Uibhr. 18. 20

---

CAIB. 14.



Agus is iad so na tionta do bhudh oighreacht do chloinn Israel a ttír Chanaáin, noch do roinn * Eleasar an sagart, agus Iosua mac Nun, agus cinn aithreach treabh chloinne Israel mar oighreacht dóibh.
* Uibhre 34. 17.

2. Le * crannchar do bhí a noighreacht, mar do aithin an Tighearna lé láimh Mhaoise dona naoi ttreabhaibh, agus don leith threibh.
* Uibhr. 26. 55. & 33. 54.

3. Oir tug Maoise oighreacht dá threibh uadh ar an ttaoibh oile do Iordan: ás do na Lebitibh ni tug sé oighreacht.

4. Oir do bhádar clann Ioseph na dá ttreibh, Manasseh, agus Ephraim: ar a nadhbharsin ni tugadar roinn ar bith do na Lebitibh ann sa tír, ás caithreacha do chomhnuidhe ionta, maille re na bhfobailtibh dá náirnéis, agus dá maoin.

5. * Mar do aithin an Tighearna do Mhaoise, is marsin do rinnedar clann Israel, agus do roinnedar an dúthaigh.
*Uibhre 35. 2. Caib. 21. 2.

6. Ansin tangadar clann Iudah go Iosua a Ngilgal, agus a dubhairt Caleb mac Iephunneh an Cenesiteach ris, atá a fios agad an ni a dubhairt an Tighearna re Maoise óglach Dé dom thaoibhsa, agus dot thaobhsa an Cades-barnea.

7. Ceathrachad bliaghan dáois do bhí misi a nuair do chuir Maoise óglach an Tighearna ó Chadesbarnea mé do bhrath na tíre, agus tug mé sceula liom a ris chuige, mar do bhí ann mo chroidhe.

8. Acht cheana mo dhearbhráithre do chuaidh suas, tugadar ar croidhe na ndaoine leaghadh, ás do lean misi go hiomlán mo Thighearna * Dia.
* Uibhre 14. 24.

9. Agus do mhionnuigh Maoise an lá sin gá rádh, go deimhin biaidh an ferann ar a saltruigh do chosa na oighreacht agadsa, agus ag do chloinn go bráth, do bhrigh gur lean tú go hiomlán mo Thighearna Dia.

10. Agus fech a nois do choimhéid an Tighearna beó mé mar a dubhairt sé, na cúig bliadhna agus dá fhichiod so, eadhon ó labhair an Tighearna an focalso re Maoise an fed do bhádar clann Israel ar seachrán san bhfásach, agus a nois cheana atáim ceithre fichid, agus cúig bliadhna dáois.

11. * Atáim fós comhláidir a niugh, agus do bhí mé an lá do chuir Maoise uadh mé: mar do bhí mo neart an tansin, is amhlaidh atá mo neart anois do dhénamh cogaidh, agus do dhul amach, agus a steach.
*Ecclus. 46. 9

12. Anois ar a nadhbharsin tabhair dhamh an Sliabhso dar labhair an Tighearna an lásin, óir do chuala tú an lá sin mar do bhádar na hanacimigh ansin, agus go rabhadar na caithreacha mór daingion: má bhionn an Tighearna liom, tiucfa dhíom ar a ccur amach, mar a dubhairt an Tighearna.

13. Agus do bheannuigh Iosua é, agus tug do Chaleb mac Iephunneh Hebron mar oighreacht.

14. Tháinic * Hebron ar a nadhbharsin chum beith na hoighreacht ag Caleb mac Iephunneh an Cenesiteach gus a niugh: do bhrigh gur lean sé go hiomlán an Tighearna Dia Israel.
* Caib. 21. 12. 1 Maccab. 2. 56. Caib. 15. 13.

15. Agus do bé ainm Hebron roimhe sin Ciriath-arba, ba duine mór an tArba sin a measc na Nanacimeach: agus do bhí suaimhneas ó chogadh ag an dúthaigh.

## Caib. 15.

ACh do bí crannċar ṫreibhe
ċloinne Iúdah do réir a muin-
*Uibhr.34.3. tear air fad * go himiol
*Uibhr.33.36 Edom; fásaċ Sin ⁊ a ttáob
ó ḋeas do bé an foirimiol é don
taob ó ḋeas.
2. Agus do buḋ í a tteórann ó
ṫráiġ na fairrge sáilte ón ċuán
fécus a ttáob ó ḋeas.
3. Agus do ċuáiḋ amach don taóib
ó ḋeas go Maaleh-acrabbim, ⁊ ráinic
ar fad go Sin, agus do ċuáiḋ suas
don taóib ó ḋeas go Cadesbarnea, a-
gus ráinic ar fad go Hesron, agus
do ċuáiḋ suas go Hádar, agus tug
Compás ria go Carcaa.
4. As sin do ċuáiḋ leṫ re Hasmon,
agus do ċuáiḋ amaċ go sruṫ na Hé-
gipte, agus do bádar dula amaċ an
ċórta sin ag a nfairrge: buḋ é so bur
gcórsta ó ḋeas.
5. Agus do buḋ í a nfairrge sáilte
an teórann soir, eadhon go bárr Iordan:
agus do buḋ í a tteórann ansa ċeaṫram-
ṫan ṫuaiġ, ó ċuan na fairrge ag an ccuid
is faide uáiṫ do Iordan.
6. Agus do ċuáiḋ an teórann suas
go Bet-hogla, agus do ċuáiḋ ar fad
tuáisgeirt Bhetarabah, agus do
ċuáiḋ an teórann suas go cloiċ Bho-
han mic Reuben.
7. Agus do ċuáiḋ an teórann suas
leṫ re Debir ó ġleann Achor, agus
mar sin buḋ ṫuáiġ ag féċain leṫ re
Gilgal atá roimhe dul suas go Had-
dummim, noċ atá táob ó ḋeas don tsruṫ:
agus do ċuáiḋ an teórann leṫ re hUis-
giḃ Ensemes, agus do bádar a
ndula amaċ sin * ag Enrogel.
*1 Riogh.1.9. 8. Agus do ċuáiḋ an teórann suas
ag gleann Hinom don taóib ó ḋeas don
Iebusiteaċ, sé sin féin Ierusalem, a-
gus do ċuáiḋ an teórann suas go
mullach an tsléibe atá ar coinne ġlinn
Hinnom táob siar, noċ atá ag ceann
ġlinne na naiṫeaċ buḋ ṫuáiġ.
9. Agus do tárrruingiodh an teórann
ó mullach an ċnuic go ruige tobar
uisge Nephtoah, agus do ċuáiḋ a-
maċ go caitreaċaib sléiḃe Ephron, a-
gus do tárrruingeaḋ an teórann go Báa-
lah noċ ar bé Ciriat-iarim.
10. Agus táinic an teórann timċioll
ó Bhaalah táob siar go Sliab Seir, a-
gus ráinic ar fad go táob sléibe
Iearim (noċ anois is Chesalon) don
taóib ó ṫuáiġ, agus ċuáiḋ sios go
Betsemes, agus ráinic as sin go
Timnah:
11. Agus do ċuáiḋ an teórann amaċ
re táob Ecron, buḋ ṫuaiġ; agus do tárr-
ruingeaḋ an teórann go Sicron, agus
ráinic ar fad go sliab Baalah, a-
gus do ċuáiḋ amaċ go Iabneel, a-
gus do bádar dula amaċ na teórann
ag an bfairrge.
12. Agus do bi an teórann siar
gus an bfairrge móir, agus [illegible]
ta sin: is é so córta cloinne Iúdah
timċioll fa gcuáirt do réir a muin-
tear.
13. Agus tug sé do Cháleb mac
Iephuneh a ċuid a measc cloinne Iúdah
do réir aiṫne an Tigearna do Iosua, * *Caib. 14. 15.
eadhon caṫair Arba, aṫair Anac, noċ ar bi
an caṫair sin Hebron.
14. Agus do díbir Cáleb as sin
* triúr mac Anac, Sesai, agus Abi- *1 Breith.1. 10.
man, agus Talmai, clann Anac.
15. Agus do ċuáiḋ sé suas as
sin go dúṫċusaib Debir, agus dob é
ainm Debir roimhe sin Ciriat-sepher.
16. Agus a dubairt Cáleb, an té
buáilfios Ciriat-sepher, agus gébus
í, is dó bérad mé Achsah mingion na
mnaói.
17. Agus do ġab Otniel mac
Cenas dearbraṫair Cháleb í, agus tug
sé Achsah a ingean na mnaói dó.
18. Agus tárla a nuáir táinic sí
ċuige, gur ċuir sí fáoi maċtnuġaḋ diarraiḋ
ar a haṫair, agus do túirling sí dá
hassal, agus a dubairt Cáleb ria, creud
dob áil leis dfaġáil?
19. Ann sin a dubairt sisi, tabair
beñaċ

beannaċ dam: óir tug tú ferann tirim
dam, tabhair dam mar an ccéadna toib-
reaċa uisge: agus tug sé di na toib-
reaċa uaċtaraċ, agus na toibreaċa
ioċtaraċ.
20. Si so oighreaċt treibe cloinne Iú-
dah do réir a muintire.
21. Agus na caitreaċa do ḃraide
amach do ṫreib ċloinne Iudah do réir
a muintir leiṫ ré córta Edom ṫiob ó
ḋeas do biad Cabseel, agus Eder, a-
gus Iagur,
22. Agus Cinah, agus Dimónah,
agus Adadah,
23. Agus Cedes, agus Hasor,
agus Ithnan,
24. Siph, agus Telem, agus Be-
lot,
25. Agus Hasor, Hadattah, a-
gus Ceriot: agus Hesron, noċ ar
bé Hasor,
26. Aman, agus Séma, agus Mo-
ladah,
27. Agus Hasargaddah, agus
Hesmon, agus Betpalet,
28. Agus Hasarsual, agus Beer-
sjba, agus Besiotiah,
29. Balah, agus Im, agus A-
sem,
30. Agus Eltolad agus Chesil,
agus Hormah,
31. Agus Siclag, agus Madma-
nnah, agus Sansannah,
32. Agus Lebaot, agus Silhim,
agus Ain, agus Rimmon: na caitreaċa
uile fiċe, agus a naoi, gon a mbail-
tib.
33. Agus ansa gleann, Estaol, a-
gus Sorēah, agus Asnah,
34. Agus Sanoah, agus Enga-
nnim, Tapuah, agus Enam,
35. Iarmut, agus Adullam, So-
coh, agus Asecah,
36. Agus Saraim, agus Aditaim,
agus Gederah, agus Gederotaim:
ceiṫre caitreaċa déug gun a mbail-
tib.
37. Senan agus Hadasah, agus
Migdalgad,
38. Agus Dilean, agus Mispeh,
agus Ioctéel,
39. Lachis, agus Boscat, agus
Eglon,
40. Agus Cabbon, Lahmas, agus
Citlis,
41. Agus Gederot, Betdagon,
agus Naamat, agus Maceḋah: sé
caitreaċa deug gun a mbailtib.
42. Lebnah, agus Eter, agus A-
san,
43. Agus Iiphta, agus Asnah,
agus Nesib,
44. Agus Ceilah, agus Acsib, a-
gus Maresah: naoi gcaitreaċa
gun a mbailtib.
45. Ecron gun a bailtib, agus a
ngrágannaib.
46. O Ecron agus fad go nuige a ffairr-
ge an méid do bí a bfogus Asdod
gun a mbailtib.
47. Asdod gun a bailtib, agus
gun a ngrágannaib; Gasa gun a bail-
tib, agus gun a ngrágannaib [illegible]
na hEgipte, agus a ffairrge mo[illegible]
a teora.
48. Agus ansna sléibtib, Samir,
agus Iatir, agus Socoh,
49. Agus Dannah, agus Ciriat-
Sannah, noċ ar bé Debir,
50. Agus Anab, agus Estemoh,
agus Anim,
51. Agus Gosen, agus Holon,
agus Giloh: aon ċaitreaċ déug gun a mbail-
tib,
52. Arab, agus Dumah, agus
Eschean,
53. Agus Ianum, agus Bet-tap-
puah, agus Aphecah,
54. Agus Humtah, agus * Ciriat- * Caib. 14.15.
arba (noċ ar bé Hebron) agus Sior:
naoi gcaitreaċa gun a mbailtib.
55. Maon, Carmel, agus Siph, a-
gus Iutah,
56. Agus Iesreel, agus Iocdeam,
agus Sanoah,
57. Cáin, Gibeah, agus Timnah:
deiċ ccaitreaċa, gun a mbailtib.
58. Halhul, bet-sur, agus Gedor,
59. Agus Maarat, agus Beta-
not, agus Eltecon: sé caitreaċa
gun a mbailtib.

60. Ciriatbaal

60. Círiat-baal noch ar bé sin Ciriat-iearim, agus Rabbah: dá chathraigh gun a mbailtib.
61. Ann sa bhfásach, Betarabah, Middin, agus Secacah,
62. Agus Nibsan, agus cathair an tsalainn, agus Engedi: sé chaithreacha gun a mbailtib.
63. Agus ar son na Iebusiteach dúthchusaigh Ierusalem, níor fhéd clann Iúdah a ndíbirt amach; ach áitreabhaid na Iebusitigh maille re cloinn Iúdah ann Ierusalem gus a niugh.

## CAIB. 16.

Agus do thuit crannchar cloinne Ióseph ó Iordan láimh re Iericho go huisge Iericho taobh soir gus an bhfásach téid suas ó Iericho ar fedh sléibhe Bétel,
2. Agus téid amach ó Bhetel go * Lus, agus téid ar fad go teórannaibh Archi go Hataroth. * Breith. 1. 26.
3. Agus téid síos a taobh siar go córsta na Iaphleteach, go nuige córsta Bhetóron ióchtarach, agus go Gésen, agus atáid a ndula amach sin ag an bhfairrge,
4. Mar sin do ghlacadar clann Ióseph a noighreas, Manasseh, agus Ephráim.
5. Agus is marso do bhí teórainn cloinne Ephraim do réir a muintear: eadhon teórainn a noighreachta ar an ttreibh soir do bhé Atarothaddar go Betóron uachtarach.
6. Agus do chuaidh an teórainn amach leath ris an bhfairrge go Michmetah ar an ttaoibh thuaigh, agus do chuaidh an teórainn timchioll don treibh soir go Taanatsiloh, agus do chuaidh láimh ris ⁊ a noirthear go Ianohah.
7. Agus do chuaidh sin ó Ianohah go Hataroth, agus go Naarath, agus táinig go Iericho, agus do chuaidh amach ag Iordan.
8. Do chuaidh an teórainn amach ó Thappuah don treibh siar go sruth Canah: agus do bhí a ndula amach ag an bhfairrge: sé so oighreas threibhe cloinne Ephraim do a muinteraibh.
9. Agus na caithreacha leithreacha do chloinn Ephraim do bhádar a measc oighreachta cloinne Manasseh, na caithreacha uile gun a mbailtib.
10. Agus níor dhíbir siad amach na Cananitigh do chomhnuigh a Ngésen, ach do áitreabhadar na Cananitigh a measc na Nephraimiteach gus a niugh, agus fogh-naidh faoi áirdchíos dóibh.

## CAIB. 17.

DO bhí mar an cceadna crann-chur ag treibh Mhanasseh, * oir do bhé céadmhac Ióseph é; do Mhachir céadmhac Mhanasseh, athair Ghilead, do chionn gur bhfear cogaidh é, ⁊ uime sin fuair sé Gilead agus Básan. * Gen. 41. 51. & 46. 20. & 50. 23. Vibhre 26. 29.
2. Do bhí mar an cceadna crann-chur don * chuid oile do chloinn Mhanasseh do réir a muintear; do chloinn Abieser, do chloinn Helec, agus do chloinn Asriel, agus do chloinn Shechem, agus do chloinn Hepher, agus do chloinn Shemida; dob iad so clann fhearrdha Mhanasseh mhic Ióseph do réir a muintear. * Vibhre 26. 29.
3. Acht * ag Selophehad mhac Hepher, mhic Gilead, mhic Machir, mhic Manasseh, ní rabhadar mic, ach inghena amháin aige: agus is iad so anmanna a inghen, Mahlah, Noah, Hoglah, Milcah, agus Tirsah. * Vibhre 26. 33. & 26. 1. & 36. 2.
4. Agus tangadar ann sin a láthair Eleasair an sagart, agus a lathair Iosua mhic Nun, agus a láthair na bprionnsadha, gha rádh, Do aithin an Tighearna do Mhaoise oighreas do thabhairt dúinne a measc ar ndearbhráithreach;

gmesin

sruthsin do réir aitheanta an Tighearna tug sé oighreacht dóibh a measc dearbhráthar a nathar.

5. Agus do thuit deich ccodcha chum Mhanasseh táobh amuigh dfearann Ghilead, agus Basan, noch do bhi ar an ttaobh oile do Iordan:

6. Do bhrigh go bfuaradar inghiona Mhanasseh oighreacht a measc a mac, agus go bfuaradar an chuid oile do mhacaibh Mhanasseh fearann Ghilead.

7. Agus do bhi córsa Mhanasseh ó Aser go Michmetah, atá ar choimhe Shechem, agus do chuaidh an teora sin ar an láimh deis go dúthchusaibh Entappuah.

8. Anois fuair Manasseh fearann Tappuah: as Tappuah ar imeal Mhanasseh do budh le cloinn Ephraim é.

9. Agus do chuaidh an córsa síos go sruth Cánah budh dheas ó nabhainn: atáid na caithreacha Ephraim a measc chaithreach Mhanasseh: do bhi córsa Mhanasseh mar an gcéadna air an taoibh ó thuaidh do nabhainn, agus do bhadar a ndula amach ag an bfairrge.

10. Ba le Ephraim budh dheas, agus ba le Manasseh budh thuaidh, agus sí an fhairrge a theora, agus tárla re chéile iad ag Aser budh thuaidh, agus a Nissachar soir.

11. Agus fuair Manasseh a Nissachar, agus a Naser Betsean, agus a bailte, agus Iblem, agus a bailte, agus dúthchusaigh Dor, agus a mbailte, agus dúthchusaigh Endor, agus a mbailte, agus dúthchusaigh Taanach agus a mbailte agus dúthchusaigh Megiddo, agus a mbailte, trí tíortha.

12. Gidheadh níor fhéadadar clann Mhanasseh [dúthchusaigh] na gcaithreachsin do dhíbirt amach, acht do choimhneochadar na Canainitigh annsa bhfearannsin.

13. Gidheadh tárla a nuair do fhásadar clann Israel láidir, gur chuireadar na Canainitigh fá chíos, acht níor dhíbreadar amach go hiomlán iad.

14. Agus do labhradar clann Ioseph re Iosua, dá rádh, créd as nach ttug tú dhamsa acht aoincrann amháin, agus aoinchrannchar amháin a noighreacht, ó táim mórán daoine, do bhrigh gur bheannaigh an Tighearna mé go tti so?

15. Agus do fhreagair Iosua iad, má tá tú mórán daoine, éirghidhe suas don tír choillteamhail, agus gearr síos duit féin annsin a ttír na bPerizitech, agus na nAitheach, má tá sliabh Ephraim ro chumhang agad.

16. Agus a dubhradar clann Ioseph, ní lór an cnoc dhúinn: agus fós sin atáid carbaid iarainn ag na Canainitigh uile áitighios a bfearann an ghleanna, ag an lucht atá do Bhetsean gona bailtibh, agus an lucht atá do ghleann Iesreel.

17. Agus do labhair Iosua re tigh Ioseph, re hEphraim, agus re Manasseh, gá rádh, is daoine móra sibhse, agus atáid cumhachta móra agaibh: ní taoba re haoinchrann amháin bias tú.

18. Acht budh leat an sliabh: óir is coill é, agus gearrfa tú síos í, agus budh leat a dula amach: óir cuirfidh tú na Canainitigh amach, biodh go bfuilid carbaid iarainn aca, agus biodh go bfuilid láidir.

C a i b. 18.

AGus do chruinnigh coimhthionól iomlán chloinne Israel a bfochair a chéile a Silo, agus do chláoidheadh an dúthaidh rompa.

2. Agus do bhadar a measc chloinne Israel seacht ttreabha nach bfuair a noighreacht.

3. Agus a dubhairt Iosua re cloinn Israel, cá fad atátaoi tláith do dhul do shealbhughadh na dúithche, noch tug an Tighearna Dia bhur naithreadh dhaoibh?

4. Tugaidh amach eadraibh triur fear as gach aoin treibh; agus cuirfe

mur uáim iad, agus éireóchuid siad, agus racaid trid an tír, agus tairrngeóchuid í do réir a noighreachta, agus tiocfaid a rís chugamsa.

5. Agus roinnfid siad a seacht ccoduibh í: fanfuidh Iúdah ann a gcórsta ó dheas, 7 fanfuidh Ióseph ann a gcórsta ó thuáigh.

6. Roinnfidhe ar a nadhbharsin an dúthaigh iona seacht ccodchaib, agus do bhertaoi an roinn chugamsa annso, chor go tteilgfe mé crann daóib annso a bhfiadhnuisi bhur tTighearna Dé.

7. Ach ni bhfuil roinn ag na Lebhitib eadruibh, óir si sagartacht an Tighearna a noighreachtsan: agus fuáir Gad, agus Réuben, agus leith threbh Mhanasseh a noighreacht táobh thall do Iordan don taóibh shoir, noch thug Maóise óglach an Tighearna dóibh.

8. Agus do éirghiodar na fir, agus do imthigheadar rompa, agus do fhuagair Iosua don muinntir do chuáidh do mheas an fearainn, gha rádh, Eirghidhe, agus siublaidhe thrid an dúthaigh, agus measaidh í, agus tigidh chugamsa a rís lé tteilgfe mé crann ann so dibh a bhfiadhnuisi an Tighearna a Siloh.

9. Agus do imthigheadar na fir, agus chúadar thrid an ttír, agus do mheasadar í ó chathair go cathair a seacht gcodchaib ann a leabhar, agus tangadar a rís go Iosua don tsluagh a Siloh.

10. Agus do theilg Iosua crann dóibh a Siloh a bhfiadhnuisi an Tighearna, agus annsin do roinn Iosua an fearann ar chloinn Israel do réir a ronna.

11. Agus thug sé amach crannchuir threibhe chloinne Beniamin a réir a muintear: 7 táinic córsta a ccrannchuir amach idir chloinn Iúdah, agus chloinn Ióseph.

12. Agus do bhí a tteóra don taoibh thuáigh ó Iordan, agus do chuáidh an teóra súas go taóibh Iericho, don taoibh thuáigh, agus do chuáidh súas thrid na sléibhtibh don taóibh shiar, 7 do bhí a dhula amach sin ag fásach Bhethaben.

13. Agus do chuáidh an teóra ann sin leath re Lus, go taóibh Lus (noch ar bé Betel) budh dheas, agus táinic an teóra a núas go Hataroth-adar láimh ris an gcnoc atá don taóibh ó dheas do Bhethóran íochtarach.

14. Agus do tairrngeadh an teóra as sin, agus do thimchill sí coirnel na fairrge budh dheas, ón chnoc atá ar coimhe Bhethóron budh dheas: agus do bhádar a dhula amach sin ag Ciriath-baal (noch ar bé Ciriath-iearim) cathair le cloinn Iúdah: do budh í so an cheathramh siar.

15. Agus do bhí an cheathramha budh dheas ó chionn Chiriath-iearim, agus do chuáidh a teóra amach ar an ttaóibh siar, agus do chuáidh amach go tobar na nuisgeadh ag Nephtoah.

16. Agus táinic an teóra anúas go cionn an tsléibhe atá ar coimhe ghlinn mhic Hinnom, agus noch atá a ngleann na naitheach budh thuáigh, agus do chuáidh sios go gleann Hinnom go taóibh Iebusi budh dheas, agus do chuáidh sios go Henrogel.

17. Agus do bhí tairrngthe ón ttaóibh thuáigh, agus do chuáidh amach go Henshemes, agus do chuáidh amach leath re Geliloth noch atá ar coimhe dhula súas Adummim, agus do chuáidh sios go chloich Bhohan mhic Reuben.

18. Agus do shín ar fad thall ar coimhe Arabah budh thuáigh, agus do chuáidh sios go Harabah.

19. Agus do shín an teóra ar fad go táobh Bhethoglah bu thuáigh, agus do bhí dul amach na teórann ar chuan budh thuáigh na fairrge sailte ag an gceann budh dheas do Iordan: do budh é so an córsta ó dheas.

20. Agus do bé Iordan a theóra sin don taóibh shoir; dob í so oighreacht chloinne Beniamin le na gcórstaibh timchioll fa gcuáirt do réir a muintear.

21. Anois dob iad so caithreacha threibhe chloinne Beniamin do réir a muintear, Iericho, agus Bet-hoglah, agus gleann Cesis,

22. Agus Bet-harabah, agus Semaraim, agus Betel,

23. Agus Abim, agus Párah, agus Ophrah,

24. Agus Chephar-haammonai, agus Ophni, agus Gába: dá chathraigh dhéag gun a mbailtibh.

25. Gibeon,

25. Gibeon, agus Ramah, 7 Beerot.
26. Agus Misspeh, agus Che-
phirah, agus Morah,
27. Agus Recem, agus Irpeel,
agus Taralah,
28. Agus Selah, Eleph, agus
Iebusi, eadon Ierusalem, Gib-
beat, agus Ciriat: ceitre caitreca
deug gun a mbailtib. Si so oighreas
cloine Beniamin do reir a muinnter.

---

## CAIB. 19.

AGus táinic an dara crannchar
amach cum Simeon, ar son
treibe cloine Simeon do
reir a muinnter: agus do
bi a noighreas taobh a stigh
doighreas cloine Iudah.
2. Agus fuaradar iona noighreas
beersceba, 7 Scheba, agus Molada,
3. Agus Hasar-sual, agus Ba-
lah, agus Asem,
4. Agus Eltolad, agus Betul,
agus Hormah,
5. Agus Siclag, agus Bet-mar-
cabot, agus Hasar-susah,
6. Agus Betlebaot, agus Sa-
ruhen: tri caitreca deug, agus
a mbailte.
7. Ain, Remmon, 7 Eter, agus Asan:
ceitre caitreca gun a mbailtib.
8. Agus a rabadar do bailtib
timcioll fa gcuairt na gcaitrecsa
go nuige baalat-beer, Ramat an
deisceirt: si so oighreas treibe
cloine Simeon do reir a muinnter.
9. Amach as roinn cloine Iudah do
bi oighreas cloine Simeon; óir do bi
roinn cloine Iudah romor dóib: uime
sin fuaradar clann Shimeon a noighreas a
stigh iona noighreassan.
10. Agus táinic an tres crannchar
amach ar cloinn Shebulun do reir a
muinnter: agus do bi teóra a
noighreasa go nuige Sarid.
11. Agus do chuaidh a dteóra súas
leth ris an bfairrge, agus re Mar-
ala, agus ráinic go Dabbeset,
agus do rinn go nuige an srutháin atá ar
coinne Iocnem.
12. Agus fillidh ó Sharid don taoibh
soir leth re héirghe gréine go bruach
Chisloth-tabor, agus ainsin teid amach
go Daberat, agus teid súas go Ia-
phia.
13. Agus teid as sin ar fad an
taoibh soir go Gittah-hepher go Itta-
cassin, agus teid amach go Remon-
metoar go Neah.
14. Agus téid an teóra timcioll
don taoibh thuaidh go Hannaton: agus
atáid a dula amach sin a ngleann Iphta-
hel,
15. Agus Catah, 7 Nahallal, agus
Simron, agus Idalah, agus Be-
t-lehem: dá chathair dhéag gun a mbail-
tib.
16. Si so oighreas cloine Sebulun
do réir a muinnter, na caitreca gun a
mbailtib.
17. Agus táinic an ceathramadh
crannchar amach ar Isacar, ar son
cloine Isacar, do réir a muinn-
tear.
18. Agus do bi a dteóra leath re
Iesreel, agus Chesullot, agus Su-
nem,
19. Agus Hapharaim, agus Si-
hon, agus Anaharat,
20. Agus Rabbit, agus Cision,
agus Abes,
21. Agus Remet, agus Engan-
nem, agus Enhadda, agus Bet-
passes.
22. Agus rinidh an córsa go Tá-
bor, agus go Sahasimah, agus go
Betsemes, agus do bi dula amach a
dteóran ag Iordan: sé caitreca
deug gun a mbailtib:
23. Si so oighreas treibe Cloine
Isachar do réir a muinnter, a gcai-
treca, agus a mbailte.
24. Agus táinic an cuigeadh cran-
char amach ar treib cloine Aser do
reir a muinnter.

25. Agus do bí a ttéora, Helcat, agus Hali, agus Beten, agus Achsaph,

26. Agus Alammelec, agus Amad, ⁊ Misael: agus roiċiḋ go Carmel siar, agus go Sihor-libnat,

27. Agus filliḋ si leṫ re héirġe gréine go Bet-dagon, agus ráiniḋ go Sebulun, agus go glen Iphtahel bu ṫuáiġ do Bet-emec, agus Neiel, agus téiḋ amaċ go Cábul ar an láim ċlé,

28. Agus Hebron, agus Rehob, agus Hammon, agus Cánah, ġoon go nuige Sidon mór.

29. Agus an sin filliḋ an córsa go Ramah, agus gus an gcaṫraiġ ḋáingin Tíre, agus filliḋ an córsa go Hósah: agus ataid a ḋula amaċ sin ag an bfarraige ón ccórsa go Achzib.

30. Umma mar an ccédna, agus Aphec, agus Rehob: dá ċaṫraiġ, agus fiċe gun a mbailtiḃ.

31. Si so oiġreaċt treibe ċloinne Aser do réir a muintire, na caiṫreaċa so gun a mbailtiḃ.

Tháinic an seiseaḋ crannċar amaċ do ċloinn Naphtali, ar son ċloinne Naphtali a réir a muintire.

33. Agus do bí a ccórsa ó Heleph, ó Allon go Saananim, agus go Adámi, Neceb, ⁊ Iabneel go Lacum: agus do bádar a ndula amaċ sin ag Iordan.

34. Agus ann sin iompoiġiḋ an córsa don taoiḃ siar go Haznot-tábor, agus téiḋ amach as sin ga Hucoc, agus roiċiḋ go Sebulun don taoiḃ ó ḋeas, agus roiċiḋ go Haser don taoiḃ siar, agus go Iúdah ar Iordan leṫ re héirġe gréine.

35. Agus is iad na caiṫreaċa daingne, Siddim, Ser, agus Hammat, ⁊ Racat, agus Cinneret,

36. Agus Adamah, agus Ramah, agus Hásor,

37. Agus Cedes, agus Edrei, agus Enhasar,

38. Agus Iron, agus Migdal-el, Horem, agus Betanat, agus Betsemes: naoi gcaiṫreaċa déug gon a mbailtiḃ.

39. Si so oiġreaċt treibe ċloinne Naphtali do réir a muintire, a ccaiṫreaċa, agus a mbailte.

40. Agus táinic an seaċtmaḋ crannċar amaċ do ṫreiḃ ċloinne Dan do réir a muintire.

41. Agus do buḋ é córsa a noiġreaċta, Sorah, agus Estaol, agus Ir-semes,

42. Agus Saalabbin, agus Aialon, agus Ietlah,

43. Agus Elon, agus Timnatah, agus Ecron:

44. Agus Elteceh, agus Gibbeton, agus Baalat.

45. Agus Iehud, agus bene-barac, agus Gat-rimmon.

46. Agus Me-iarcon, agus Raccon maille ris an teóruinn as coinne Iapho.

47. Agus do ċuáiḋ córsa ċloinne Dan amaċ ró ġann dóiḃ; uime sin do ċuádur clann Dan suas do ṫroiḋ a naġaiḋ Lesem, agus do ġabadar í, agus do ḃuailiodar í le faobar an ċloiḋim, agus do ṡeilḃiġeadar í, agus do áiṫreaḃadar inte, agus do ġoireadar do Lesem * Dan, do réir anma a naṫar Dan. * Breith. 18. 29.

48. Si so oiġreaċt treibe ċloinne Dan do réir a muintire, na caiṫreaċa so gun a mbailtiḃ.

49. A núair do ċríoċnaiġeadar crioċ ar roinn a dtíre mar oiġreaċt lé na tteórannaiḃ, tugadar clann Israel oiġreaċt do Iosua mac Nun na measc.

50. Do réir focail an Tiġearna tugadar an ċaṫair do iarr sé dó, mar atá * Timnat-serah a Sliaḃ Ephraim: agus do ṫóg sé an ċaṫair, agus do ċoimnaiġ inte. * Caib. 24. 30.

51. * Siad so na hoiġreaċta do rann Eleásar an Sagart, agus Iosua mac Nun, agus cinn aiṫreaḋ treibe ċloinne Israel mar oiġreaċt le crannċar a Siloh a bfiaḋnuise an Tiġearna ag dorus tabernacuil an ċoimṫionoil: mar sin do ċríoċnaiġeadar roinn na tíre. * Uimhr. 34. 17.

CA.

C a i b. 20.

DO labhair an Tigherna mar an
gcéadna ré Iosua, ga rádh.
2. Labhair ré cloinn Is-
rael, ga rádh, * órdaighidh a-
mach dhaóibh féin caithreacha didin ar
labhair misi ribh le láimh Mhaóise:
3. Ionnus go bfhéadfaidh an marbh-
thóir noch mharbhus duine go neimhcion-
tach, agus gan fhios, teitheadh ionnta:
agus béid na ndidean agaibh ar dhiogal-
tach na fola.
4. Agus a nuáir theitfios an té
sin, go cathraigh dhíobh sin, seasfaidh
sé ag dul a stéch gheata na caith-
reach, agus foillseochaidh sé a chúis
a gcluasaibh sinnsear na caithreach sin;
agus glacfaid siadsan chuca don chath-
raigh é, agus do bhéaraid áit dó a bfhan-
faidh sé na measc.
5. Agus má ni dhioghaltach na fola
tóraigheas na dhiaigh, ansin ni thoirbheo-
raid siad an marbhthóir ann a láimh:
do chionn gur buáil sé a chomharsa gan
fhios dó féin, agus nach raibh fuath
aige roimhe a naimsirsin roimhe.
6. Agus fanfaidh sé ansa chathraigh
sin nó go seasaidh sé a bfhiadhnaise
choimhthionóil an breitheamhnais, agus go
ló báis a * nárdsagairt biás ansna
láethibh sin: agus ansin fillfidh an
marbhthóir dá chathraigh féin, agus dá
thigh féin don chathraigh ó ar theith sé.
7. Agus do chinneadar Céades an
sa Ghalile a sliabh Naphtali, agus
Sechem a sliabh Ephraim, agus Ci-
riat-arba (eadhon Hebron) a sliabh Iú-
dah.
8. Agus ar an ttaóibh oile do
Iordan láimh ré Iericho táobh soir, do
órdaigheadar * Beser ansa bfhásach ar
an réidhtech, amach as treibh Reuben, a-
gus Ramot an Gilead as treibh Ghad,
agus Gólon an Básan as treibh Mha-
nasseh.
9. Is iadsin na caithreacha do hór-
duigheadh do chloinn Israel uile, agus
do'n choimhidheach bhíos ar chuáirt na measc,
chor gidh bé mharbhfas duine go neimh-
chiontach, go bfhéadfadh teitheadh ionnta
sin, agus nach muirbhfidh é le láimh dhio-
ghaltóra na fola, nó go seasadh sé a
láthair an choimhthionóil.

* Exod. 21. 13. Uibhr. 35. 6. Deut. 19. 2.

* Uibhr. 35. 25.

* Deut. 4. 43. 1 Chron. 6. 78.

C a i b. 21.

ANn sin tangadar cinn aithreach
na Lebhiteach a láthair go He-
léasar an Sagart, agus
go Iosua mac Nun, agus
go cinnibh aithreach threibhe
chloinne Israel.
2. Agus do labhradar riu a Si-
loh a ttír Chánaain, ga rádh, do aithin
an * Tigherna le láimh Mhaóise caith-
reacha do thabhairt dhúinne do chomhnaighe
ionnta maille re na mionbhailtibh sin
dár nainmhéis.
3. Agus tugadar clann Israel do
na Lebhitibh as a noighreacht féin ar aithne
an Tigherna na caithreachasa, agus na
bailte do bhean riu:
4. Agus táinic an chrannchar amach
ar mhuinntearaibh na gCohatiteach: agus
fuaradar clann Aaron an sagart,
noch do bhí do na Lebhitibh, le crannchar
ó threibh Iúdah, agus ó threibh Simeon,
agus ó threibh Beniamin trí caithreacha
deug.
5. Agus fuaradar an chuid oile
do chloinn Chohat le crannchar ó mhuinnte-
raibh threibhe chloinne Ephraim, agus ó
threibh Dan, agus ó leiththreibh Mha-
nasseh deich gcaithreacha.
6. Agus fuaradar clann Ghersón
le crannchar ó mhuinntearaibh threibhe Is-
sachar agus ó threibh Aser, agus
ó threibh Naphtali, agus ó leiththreibh
Mhanasseh ann Basan trí caithre-
cha deug.
7. Fuaradar clann Mherári gona
muinntearaibh ó threibh Reuben, agus ó
threibh Gad, agus ó threibh Sebulun
dhá chathraigh deug.

* Uibhr. 35. 2.

8. Agus tugadar clann Israel le cranncar do na Lebitibh na caithreacha gun a mionbhailtib, mar do aithin an Tigerna le láimh Mhaoise.

9. Agus tugadar ó threibh chloinne Iúdah, agus ó threibh chloinne Simeon na caithrecha sa tar a ttigther anso ainmnighthe,

10. Noch fuaradar clann Aaron, do mhuintir na Gcohaiteach, noch do bhí do chloinn Lebi, (óir fá leosan an cédchranncar.)

11. Agus tugadar dóibh caithir Arbah atair Anac (noch is í an chathair sin Hebron) a sliab Iudah gun a bailtibh na timcioll fa gcuaird.

12. Agus tugadar machairidh na caithrech, agus a bailte do Chaleb mac Iephuneh mar sheilb dósan.

13. Mar sin tugadar do chloinn Aaron an sagart Hebron gun a bailtib do bheith na cathair didin ag an marbhthóir, agus Libnah gun a bailtib,

14. Agus Iatir gun a bailtib, agus Estemoa gun a bailtib,

15. Agus Holon gon a criochaib, Debir gun a criochaib,

16. Agus Ain gun a criochaib, agus Iutah gun a criochaib, agus Betsemes gun a criochaib: naoi gcaithreacha ón dá threibh sin.

17. Agus as treib Bheniamin, Gibeon gun a bailtib, Geba gun a bailtib,

18. Anatot gun a criochaib, agus Almon gun a criochaib; ceithre caithreacha.

19. Uile chaithreacha chloinne Aaron an Sagart, do budh trí caithreacha déag gun a mionbhailtib iad.

20. Agus muintera chloinne Cohat na Lebitigh, noch do mhair do chloinn Chohat, fuaradarsan caithreaca a ccrannchar as treib Ephraim.

21. Oir tugadar Sechem dóibh gun a criochaib a Sliab Ephraim do bheith na cathraigh didin ag an marbhthóir, agus Geser gun a criochaib.

22. Agus Cibsaim gun a bailtib, agus Bethoron gun a criochaib: ceithre caithreaca.

23. Agus ó threibh Dan, Eltecech gun a criochaib, Gibeton gun a criochaib,

24. Aialon gun a criochaib, Gat-rimmon gun a criochaib; ceithre caithreacha.

25. Agus ó leththreibh Mhanasseh, Thanac gun a criochaib, agus Gat-rimmon gun a criochaib; dá chathraigh.

26. Na caithreaca uile do bhádar a deich gun a ccriochaib do mhuinteraibh chloinne Cohat, noc do mhair.

27. Agus do chloinn Gerson do mhuinteraibh na Lebiteach, ón leththreibh oile do Mhanasseh tugadar Golan an Básan maille re na criochaib, mar chathraigh didin ag an marbhthóir, agus Beesterah gun a criochaib; dá chathraigh.

28. Agus ó threibh Issachar, Cison gun na criochaib, Dabereh gun a criochaib,

29. Iarmut gun a criochaib, Engannim gun a criochaib: ceithre caithreaca.

30. Agus ó threibh Aser, Misal gun a criochaib, Abdon gun a criochaib,

31. Helcah gun a criochaib, agus Rehob gun a criochaib: ceithre caithreaca.

32. Agus ó threibh Naphtali, Ceder annsa Ghalile gun a criochaib do bheith na cathraigh didin don marbhthoir: agus Hammot-dor gun a criochaib, 7 Cartán gun a criochaib; trí caithreaca.

33. Uile chaithreaca na Ngersoniteach do réir a muinter do bhádar trí caithreaca déag gun a gcriochaib.

34. Agus do mhuinteraibh chloinne Mherari, an drong oile do na Lebitib, ó threibh Shebulun, Iocnem gun a criochaib, 7 Carta gun a criochaib,

35. Dimnah gun a criochaib, Nahalal gun a criochaib; ceithre caithreaca.

Deut. 4.43. 1 Chron. 6. 78.

36. Agus ó threibh Reuben, Beser gun a criochaib, agus Iahasah gun a criochaib,

37. Cedemot gun a criochaib, agus Mephaat gun a criochaib: ceithre caithreaca.

38. Agus ó ṫreib Ghad, Ramot an Gileaḋ gun a coimínib, do beiṫ na caṫraiġ dídin ag an marbṫóir, agus Mahanaim gun a coimínib,

39. Hesbon gun a coimínib, Iaser gun a coimínib; ceiṫre caiṫreaċa san iomlán.

40. Mar sin do bádar caiṫreaċa ċloinne Mherári uile gun a muinnteruib, noċ do fágbaḋ do ṁuinnteruib na Lebiteach, re na gcrannċur, dá caṫraiġ dhéag.

41. Uile ċaiṫreaċa na Lebiteach a sdiġ a seilb ċloinne Israel, dob oċt gcaiṫreaċa, agus dá ḟiċċiod iad maille re na gcoimínib.

42. Do bí gach aon ċaṫair diob so gun a gcoimínib na timċioll fa ccuáirt: mar so do bádar na caithreaċa so uile.

43. Agus ṫug an Tiġearna do Israel an dúiṫċe uile, noċ do ṁionnaiġ sé do ṫabhairt dá naiṫrib, agus do ṡelbhuiġeadar í, agus do áiṫreabadar innte.

44. Agus ṫug an Tiġearna suáimhneas dóib timċioll fa gcuáirt do réir gaċ uile neiṫe dár ṁionnaiġ sé dá naiṫrib, agus níor ṡeas duine dá náimhdib rompa: do ṡeaċuid an Tiġearna a naimhde uile ann a láimh,

45. Níor ṫeasduiġ éinní maiṫ ar biṫ, dar labhair an Tiġearna re tiġ Israel, ṫáinig sé uile a gcrich.

CAIB. 22.

AN sin do ġoir Iosua na Reubeniṫiġ, agus na Gaditiġ, agus leiṫṫreb Mhanasseh,

2. Agus a dubhairt riu, do ċoimhéadabhair a nuile ní dár aiṫin Maoise seirbhíseaċ an Tiġearna dibh, agus do umhluiġeabhair dom ghlórsa san uile ní dár aiṫin mé daoib.

3. Níor ḟágabhair bur ndearbhráiṫre lé mórán do láeṫib gus a niug, ag do ċoimhlíonabhair cúram aiṫne bur tTiġearna Dé.

4. Agus a nois ṫug bur tTiġearna Dia socamal dá bur ndearbhráiṫrib, mar do ġeall sé dóib: anois ar a nadbharsin filliḋsi, agus imṫiġiḋe dá bur ttiġṫib, agus go fearann bur seilbha, noch ṫug Maoise óglach an Tiġearna daoib don taoib oile do Iordan.

5. Aċt tugaiḋ aire ġér do ċoimhlíonaḋ na naiṫneaḋ, agus an dliġe noċ do ċuir Maoise óglaċ an Tiġearna do ċúram oruib, grádh do ṫabhairt dá bur tTiġearna Dia, agus siubhal iona ṡliġṫib uile, agus a aiṫeanta do ċoimhlíonaḋ, agus táobhaḋ ris, agus fognamh dó le bur nuile ċroiḋe, agus lé bur nuile anam.

6. Mar sin do beannuiġ Iosua iad, agus do ċuir ar siubhal iad, agus do ċuadar ċum a loisdinig.

7. Anois ṫug Maoise seilb do leiṫṫreib Mhanasseh a Basan: ag don leiṫṫreib oile díob ṫug Iosua a measc a ndearbhráiṫreaċ don taoibsi do Iordan leaṫ siar: agus a nuáir do ċuir Iosua ar siubhal iad sin fós dá loisdinib, ann sin do beannuiġ sé iad.

8. Agus do labhair sé riu, ga rádh, filliḋ dá bur loisdinib maille re hiomad saidhbhris, agus ro ṁóran áirnéise, maille ré hairgiod, agus lé hór, agus lé hiarann, agus maille re rómhórán éadaiġ: roinniḋ éadáil bhur námhad ré bur ndearbhraiṫrib.

9. Agus do filleadar clann Reuben, agus clann Ghad, agus leiṫṫreb Mhanasseh, agus do dealuiġeadar re cloinn Israel as Siloh, noċ atá a ttír Chanaain, do dhul go tír Ghileaḋ go dúiṫċe a seilbe, noċ do ṡelbhuiġeadar do réir breiṫre an Tiġearna le láimh Mhaoise.

10. Agus a nuair ṫangadar go bruaċ Iordan, noċ atá a ttír Chanaain, clann Reuben, agus clann Ghad, agus leiṫṫreb Mhanasseh, do rinneadar

dar altóir ag Iordan, altóir mhór re faicsin uirre:

11. Agus do chúaladar clan Israel, dá rádh, féuch, do rinneadar clan Reuben, agus clan Ghad, agus leith-threbh Mhanasseh altóir thall as coinne fearainn Chánaain a mbrúachaibh Iordan mar a ngabhaidis clan Israel tairis.

12. Agus a núair do chúaladar clan Israel sin, do chruinnigh coimhthionól cloinne Israel iad fein a gceann a chéile a Siloh, do dhul súas do throid na naghaidh sion.

13. Agus do chuireadar clan Israel go cloinn Reuben, agus go cloinn Ghad, agus go leiththreibh Mhanasseh go tír Ghilead Phineas mac Eleasair an Sagart,

14. Agus maille ris deichnebhar prionnsadha, prionnsa as gach tigh ar fad threibhe Israel uile, agus do bhí gach áon diobh na cheann ar thigh a naithreadh a measg mílteadh Israel.

15. Agus tangadar do chloinn Reuben, agus go cloinn Ghad, agus go leiththreibh Mhanasseh go tír Ghilead, agus do labhradar riú, dá rádh:

16. As mar so a deirid iomlán choimhthionóil an Tighearna, cred an sarúghadhsa do rinnebhairsi a naghaidh Dé Israel, a bhfilleadh do leattaoibh a niugh ó leanmhuin an Tighearna, mar do rinnebhair altóir dhíbh féin, chor go rachadh sibh a ttuarasgbháil a niugh a naghaidh an Tighearna.

17. An róibheag dhúinn lochd* Pheor, ó nach bhfuilmid glan gus a niugh (bíodh go raibh pláigh a ccoimhthionól an Tighearna)

18. Acht go bhfillfidhsi fós a niugh ó leanmhuin an Tighearna? agus isé bias de, ó rinnebhairsi tuarasgbháil a naghaidh an Tighearna, go mbia sé feargach a márach re coimhthionól Israel uile.

19. Giodheadh, má tá bhur bhfearann selbha neamhghlan, ansin éirghidh tairis go fearann seilbhe an Tighearna, mar a ccomhnuigheann tabernacul an Tighearna, agus glacaidh selbh ar meisgne: acht na cathuighidh a naghaidh an Tighearna, agus ná cathuighidh ar naghaidhne, ag dénamh altóra dháoibh féin táobh amuigh daltóir an Tighearna Dé.

20. Nach deárna* Achan mac Serah sárúghadh annsa ní mallaighthe, agus do thuit dioghaltas ar chloinn Israel uile, agus ni hé an fear sin amháin do thuit ann a choir?

21. Annsin do fhreagradar clan Reuben, agus clan Ghad, agus leiththreibh Mhanasseh, agus dubhradar re ceannaibh mílteadh Israel.

22. As fios do Thighearna Dia na ndee, do Thighearna Dia na ndee, agus biáidh a fhios ag Israel, más cathughadh nó sárúghadh a naghaidh an Tighearna é, (ná didinigh sinn a niugh)

23. As a ndeárnamairne altóir dhúinn féin diompógh ó leanmhuin an Tighearna, nó más dofráil ofrála loisge uirre, nó ofrála bídh, nó más dofráil iodhbarta siothcána uirre, leanadh an Tighearna fein é.

24. Agus muna ndeárnamairne é ar egla an neithesi, gá rádh, na dhiáigh so go naibeórfaidís bhur gclannsa re ar ccloinne, gá rádh, cred atá dháoibhsi ris an Tighearna Dia Israel?

25. Oir do rinne an Tighearna teóra do Iordan eadruinn agus sibh; a chlann Reuben, agus a chlann Ghad, ni bhfuil roinn agaibh don Tighearna: mar sin do bhéaradh bhur gclannsa air ar gcloinne sguir degla an Tighearna do bheith orra.

26. Uime sin a dubhramairne, tionnscnam a nois altóir do chur súas dhúinn féin, ni chum ofrála loisge nó chum iodhbarta:

27. Acht ionus go mbiadh na* fia-dhnuisi eadrainn agus sibhsi, agus ar sliocht ar ndiaigh, chor go ndénmaois seirbhis an Tighearna da lathair féin lear nofrálaibh loisge, agus lear niodhbartaibh, agus lear nofrálaibh sioba, chor nach abeóradh bhur cclannsa re ar gcloinne, ni bhfuil cuid agaibh san Tighearna.

28. Uime sin, ar sa sinne, gurab amhlaidh

* Caib. 7. 1. 5.

* Vibhr. 25. 4.

* Geim. 31. 48. Caib. 24. 27.

aimsir bias a nuáir a dubhraid siad so
riñ, nó rér sliocht aña naimsir tioc-
fas, go mbiáid ágriñe re a ráḋ,
Féchaiḋ samhlachus altóra an Tighearna
do riñeadar ar naithreaċa ni chum oprála
loisge nó chum iodbarta, acht is fiad-
naisse eadrainne agus, sibhsi é.

29. Nár léigiḋ Dia sin go racamaois
a ceannairc a naghaiḋ an Tighearna,
agus go bhfilleamaois a niugh ó len-
mhain an Tighearna do dhénamh altóra
doprálaibh loisge, doprálaibh bíḋ, nó
dioḋbartaib, taobh amuigh daltóir an
Tighearna Dé, noch atá a bfiaḋnaise
a tabernacuil.

30. Agus a nuáir do chualaiḋ Phi-
nees an sagart, agus prionnsaiḋe
an chomchruinnighe, agus ciñ mileadh Is-
rael, noch do bhí na focair, na briathra
do labhradar clañ Reuben, agus
clañ Ghad, agus clañ Mhanasseh,
do thaitin sin riu:

31. Agus a dubhairt Phinees mac
Eleásair re cloiñ Reuben, agus re
cloiñ Ghad, agus re cloiñ Mha-
nasseh: a niugh aithnighimid go bhfuil an
Tighearna air measc, do bhrígh nach dear-
nabhair an sáruighadhsa a naghaiḋ an
Tighearna: anois do sáorabhair clañ Is-
rael ó láimh an Tighearna.

32. Agus do fill Phinees mac
Eleásair an sagart, agus na prionn-
saiḋe ó chloiñ Reuben, agus ó chloiñ
Ghad, as tír Ghilead go tír Chá-
naain go cloiñ Israel, agus tuga-
dar scéula chuca a ris.

33. Agus do thaitin an ni re cloiñ
Israel, agus do bheannaighedar clann
Israel Dia, agus níor chuireadar rom-
pa dul súas na naghaiḋ sin a gcath
do milleaḋ na tíre ionar áitrebadar
clañ Reuben agus Ghad.

34. Agus do ghoiredar clañ Reu-
ben agus clann Ghad Ed, don
naltóir: óir biáiḋsi mar fiaḋnuisi
eadrainn gur bé an Tighearna as Dia
añ.

## CAIB. 23.


Agus tárla aimsir fada
tar éis an Tighearna do
thabhairt suáimhnis Disrael
ó na naimdib uile timcioll
fá gcuairt, gur fás Iosua áosta
foirfe.

2. Agus do ghoir Iosua ar Is-
rael uile, agus ar a senóiribh, agus
ar a ccennaibh, agus ar a mbreitheam-
naibh, agus ar a noifigeachaibh, agus
do ráiḋ sé riu; atáimsi foirfe, a-
gus aosta a mbliadhnaibh:

3. Agus do chonncabhairsi gach a
ndearna bur tTighearna Dia ris na
cineadhachaib si uile air bur sonsa, óir
sé bur * tTighearna Dia do throid ar *Exod.14.14.
bur son.

4. Féchaiḋ do roiñ mé oraibh le cran-
char na cineaḋacasa mhaireas, dá mbeith
mar oighreacht ag bur ttreabhaibh ó Ior-
dan maille ris na huile chineaḋachaibh
dar gheárr mé amach, go nuige
an fairge móir don taoibh siar.

5. Agus dibeoraiḋ bur tTighear-
na Dia rompa iad, agus tiomáinfiḋ
sé as bur radharc iad, agus sealbho-
chtaoisi an dúthaiġ mar do ghell bur
tTighearna Dia dáoib.

6. Bithidhe ar nadbharsin ro chura-
ta do choimhéd, agus do dhénamh a nuile
ni atá scriobhtha a leabhar dlighe Mhaói-
se, go nach bhfillfiḋe a * leattaoibh * Deut.5.32.
uad sin don láimh deis nó don láimh & 28.14.
clé,

7. Agus nach ttiocfaiḋe a measc
na ccineadhso mhaireas bur measc, agus
nach ndéntaoi * iomráḋ ar a ndeeib na- * Psal.16.4.
namh, agus nach ttiubhartaoi fá dera
a ttabhairt mar mionnaibh, ⁊ nach ndéntaoidh
serbhís dóib, agus nach ccláonfaiḋ sib
féin dóib.

8. Acht aḋarfaiḋe bur tTighear-
na Dia, mar do rinneabhair gus a niugh.

9. Óir do chuir an Tighearna amach
rompa cineaḋacha móra neartmhara:
acht ar bur sonsa, ní táinic deinneach

seasamh

seasam bur naġaiḋ gus a niuġ.

10. Cuirfiḋ aon ḋaoibhsi míle a ttéiṫeaḋ, óir sé bur tTiġerna Día an té ṫroidios ar bur son, mar do ġell sé ḋaoibh.

11. Tugaiḋ aire maiṫ ḋaoibh féin ar a nadhbharsin go mbia gráḋ agaibh da bur tTiġerna Día.

12. Nó má ṫeiġṫi ar ccor air gcúl, agus má ġremuiġṫi dfuiġioll na ccineaḋacsan noċ mhios bur measc, agus go ndénṫaoi cleamhnus riu, agus go raċṫaoi a steaċ ċuca, agus iad-san ċugaibhsi.

13. Bioḋ a fios agaibh go deimhin, naċ gcuirfiḋ bur tTiġerna Día ní sa mó ḋíbirt do na cineaḋaċaibhsi a-mach romhaibh: ach beiḋ na bpaintéaraibh, agus na ndulaibh ḋaoibh, agus na sciursaiḋibh an bur ttaobhaibh, agus na ndealgaibh an bur súilibh, nó go nimṫiġiḋ sgeaḋ as an ndúṫċe maiṫsi ṫug bur tTiġerna Día ḋaoibh.

14. Agus féċaiḋ, atáimsi a niuġ ag dul san tsliġe a ttéiḋ an doman uile; agus atá a fios agaibhsi an bur gcroiḋṫibh uile, agus an bur nanmaibh, nach ar faillig mé éinni amháin do na huile neiṫib maiṫ noċ do labair bur tTiġerna Día da bhur ttaob: tangadar a ccrich uile ḋaoibh, agus níor ṫeastuiġ éinni amháin diob.

15. Uime sin tiocfaiḋ a ccrich, mar ṫáinic gac uile ní maiṫ orraibh dar ġell bur tTiġerna Día ḋaoibh, go ttiubhra mar an ccéadna an Tiġerna gac uile droiċní orraibh, nó go sgriosfaiḋ sé sib as an bfearann maiṫsi, noċ ṫug bur tTiġerna Día ḋaoibh.

16. A nuáir sáireochṫaoi cunnraḋ bur tTiġerna Dé, noċ do aiṫin sé ḋíbh, agus imṫeoċaiḋe, agus adhairfiḋe Déé eile, agus umhleoċaiḋe sib féin ḋóib: annsin lasfaiḋear fearg an Tiġerna ribh, agus sgriosfaiḋear sib go hobann as an bfearann maiṫ, noch ṫug sé ḋíbh.

## CAIB. 24.

Agus do ċruinniġ Iosua treabha Israel uile go Sechem, agus do ġoir an sinnsioraibh Israel, agus ar a gceannaibh, agus ar a mbreiṫeamhnaibh, agus ar a noifigeaċaibh: agus do ṫairbhéanadar iad féin a laṫair Dé.

2. Agus a dubhairt Iosua ris an bpobal uile, as mar so a deir an Tiġerna Día Israel; do áiṫigheabadar bur naiṫreaċa don taoib oile don tsruṫ ansa tseanaimsir, eadhon Terah, aṫair Abraham, agus aṫair Nachor: agus do adhradar Déé oile.

3. Agus do ṫóg misi bur naṫair Abraham don taoib oile don tsruṫ, agus do ṫreoraiġ mé tre ṫír Chanaain uile é, agus do mhéaduiġ mé a slioċ, agus ṫug mé Isaac dó.

4. Agus ṫug mé Dísaac, Iacob, agus Esau; ⁊ ṫug mé do Esau sliab Seir re sealbhuġaḋ, as do ċuáiḋ Iacob, agus a ċlann síos don Négipt.

5. Do ċuir mé Maóise fós, agus Aaron, agus do ċuir mé pláig ar an Négipt, do réir na neiṫe do ċuir misi na measc: agus na diaiġ sin ṫug mé sibhse amach.

6. Agus ṫug mé bur naiṫre as an Négipt, agus tangabhairsi, agus do leanadar na Hegiptiġ a ndiaiġ bhur naiṫreaċh, le carbadaibh, agus le marcsluaġ go nuige an muir ruaiḋ.

7. Agus a nuair deiġeadar ar an tTiġerna, do ċuir sé dorcadas eatorraibhsi agus na Hegiptiġ, agus ṫug sé a nuisge ar a muinsion, agus do muċ se iad, agus do connairceabhairsi an sa bfasaċ aimsir fada.

8. Agus ṫug mé go crich na Namoriteach sib, noċ do áiṫrib an taob oile do Iordan, agus do ṫroideadar ribh, agus ṫug misi an bur láim iad, go bfuadaḋ sib a ndúiṫċe do sealbhuġaḋ,

sgelbuġaḋ, agus do sgrios mé rómhaibhsi iad.

9. Annsin d'éirigh Bálac mac Sippor, Righ Moab, agus do ċathuiġ sé a naġaidh Israel, agus do * ċuir sios, agus do ġoir Bálaam mac Beor dá bhur malluġadh.

* Uimhir. 22. 5. Deut. 23. 4.

10. Ach níor éist misi re Bálaam, uime sin do bheannuiġ sé sibh a gcomhnuidhe: mar sin do shaor mé sibhsi as a láimh.

11. Agus do ċuadhbhar tar Iordan, agus tangabhar go Iericho, agus do ṫroideadar fir Iericho bhur naġaidh; na Hamoritiġ, agus na Perisitiġ, agus na Cananitiġ, agus na Hititiġ, agus na Girgasitiġ, agus na Hibitiġ, agus na Iebusitiġ; agus tug misi ann bhur láimhibh iad.

* Exod. 23. 28. Deut. 7. 20.

12. Agus * do ċuir mé an ceárnabhan rómhaibh, noch do ṫiomáin amach rómhaibh iad, dá Righ na Namoritech: giḋeadh ní led ċloiḋeamhsa nó led bhoġa.

13. Agus tug mé dúiṫche dáoibh ar son nach dearnabhar saoṫar, agus caiṫreacha nach sibh féin do ċuir suas, agus áitreabhtaoi ionta: do na lubhġortaibh fíneamhna agus ola, nach sibh féin do plandoiġ, a sgeó iti.

14. Anois ar a nadhbharsin bíodh eagla an Tiġearna oraibh, agus foġnaidh dó a nglóine agus a bhfírinne, agus cuiridh uaibh na dée dar ġéilleadar bhur naiṫre don taoibh oile don tsruṫ, agus annsa Néigipt, agus déanaidh seirbhis don Tiġearna.

15. Agus má ċitior dáoibh gurob olc seirbhis do dhéanam don Tiġearna, toġaidh féin a niuġ, cia haca dá ndéantaoi seirbhis, an do na déeibh noch dadhbhar bhur naiṫre táobh ṫall don tsruṫ, nó do déeibh na Namoritech a ndúṫche a bhfuiltí: as ar mo shonsa, agus ar son mo ṫiġe, foiġeonam don Tiġearna.

16. Agus do freagradar an pobal, agus a dubhradar; nar léigidh Dia go ttréigfemisne an Tiġearna dfoġnam do déeibh eile.

17. Oir sé an Tiġearna Dia tug suas sinn agus ar naiṫre, as crích na Héigipte, ó ṫiġ na ndaoirsi, agus noch do rinne na comharṫuiḋe móra sin ann ar radharc, agus do ċoiméd sinn ann gach uile sliġe a ndeachamar, agus a measc gach uile pobal tré ar ġabhamar.

18. Agus do ċuir an Tiġearna amach rómhainn na daoine uile, eadhon na Hamoritiġ do áitreabh annsa dúṫche; uime sin mar an gceadna foiġeonamne don Tiġearna, óir is é ar Ndia é.

19. Agus a dubhairt Iosua ris an bpobal, ní fhéadtaoi foġnam don Tiġearna; óir is Dia náomhṫa é: is Dia éudmhar é, ní maiṫfidh sé bhur cciontha no bhur bpeacaiḋ dáoibh.

20. Má ṫréigtí an Tiġearna, agus dée coimhiteacha dadhradh, * annsin imeoċtha seision, agus do dhéana sé docar dáoibh, agus díobhaiġfidh sé sibh tar éis a ndéanna sé do maiṫ dibh.

* Cap. 23. 15.

21. Agus a dubhairt an pobal re Iosua, ní headh, as foiġeonam don Tiġearna.

22. Agus a dubhairt Iosua ris an bpobal, is fiadhnuise sibh féin bhur naġaidh féin, gur toghabhar an Tiġearna dibh do dhéanumh seirbhise dó: agus a dubhradarsan, is fiadhnuisi sinn.

23. Anois uime sin (ar seision) cuiridh uaibh na dée coimhiteacha atá eadruibh, agus iompoiġidh bhur gcroidhe cum an Tiġearna Dia Israel.

24. Agus a dubhradar an pobal re Iosua; ar tTiġearna Dia is é adhorum, agus dá ġuth umhleocam.

25. Marsin do rinne Iosua cunnradh ris an bpobal an lásin, agus do ċuir sios statuiḋ, agus órduġadh dóibh a Sechem.

26. Agus do sgríobh Iosua na briaṫrasa a leabhar dliġe Dé, agus do ṫóg cloch mhór, agus do ċuir na sesam annsin i fadhi daraiġ do bhí láimh re sanctóra an Tiġearna.

27. Agus a dubhairt Iosua ris an bpobal uile, féchaidh, biaidh an ċlochso mar fiadhnuisi agoinn; óir do ċuala sí briaṫra an Tiġearna uile, noch do labhair sé rinne: biaidh sí ann sin mar fiadhnuisi oraibhsi, deagla go séanfadh sibh bhur Ndia.

28. Mar sin do léig Iosua don phobal imtheacht, gach duine dá oighreacht féin.

29. Agus tárla a ndiaigh na neitheannsa, gur éug Iosua mac Nun óglách an Tighearna, ar mbeith dó céud agus deich mbliadhna daois.

30. Agus do adhlaiceadar é a tteórainn a oighreachta féin a * tTimnat-Serah, noch atá a sliabh Ephraim, ar an ttáobh thuáigh do chnoc Gaas.

* Caib.19.15. Breith.2.9.

31. Agus do rinne Israel serbhís don Tighearna ar feadh láetheadh Iosua, agus uile láethe na sinnsior do mhair a ndiaigh Iosua, agus agá raibh fios uile oibreach an Tighearna, noch do rinne sé ar son Israel.

32. Agus * cnámha Ióseph, noch do thugadar clann Israel súas as an Négipt, do adhlaiceadar siad a Sechem, an sa bpiosa fearainn do cheannaigh Iácob ó * macaibh Hámor, athar Shechem ar chéd piosa airgid, agus táinic na oighreacht chum cloinne Ióseph.

* Gen.50.25. Exod.13.19.

* Gen.33.19.

33. Agus déug Eleásar mac Aaron, agus do adhlaiceadar é a ccnoc do bhean re Phinees a mhac, noch tugadh dó a sliabh Ephraim.

leab.

# Leabhair na mbreitheamhan.

## Caib. 1.

ANois tar éis báis Iosua tárla gur fiafruigheadar clann Israel don Tighearna, dá rádh, cia racus uainn a naghaidh na gCananiteach ar tús do throid na naghaidh?

2. Agus a dubhairt an Tighearna, racaidh Iúdah súas, féch tug mé an tír ann a láimsion.

3. Agus a dubhairt Iúdah re Simeon a dhearbhrathair, táir súas liomsa ann mo chuid chrannchair, chor go ttroidfiom a naghaidh na gCananiteach, agus racha misi leatsa mar an gcedna ann do chuid chrannchairse: mar sin do chuaidh Simeon leis.

4. Agus do chuaidh Iúdah súas, agus thug an Tighearna na Cananitigh, agus na Perisitigh ann a láimhibh, agus do mharbhadar díobh a mBezec deich míle fear.

5. Agus fuaradar Adonibezec a mBezec: agus do throideadar na aghaidh, agus do mharbhadar na Cananitigh, agus na Perisitigh.

6 Ach do theith Adonibezec, agus do leanadar é, agus rugadar air, agus do ghearradar ordóga a lámh, agus a chos de.

7. Agus a dubhairt Adonibezec, trí fichid Righ dar gearradh ordóga a lámh agus a gcos díobh, do chruinnigheadar [ a mbiadh ] faoi mo bhórdsa: mar do rinne misi, is mar sin tug Dia díoghaltas orm: agus tugadar leó é go Hierusalem, agus fuair sé bás ann sin.

8. Anois do throideadar mic Iúdah a naghaidh Ierusalem, agus do ghabhadar í, agus do bhuaileadar í le faobhar an chloidhimh, agus do chuireadar an cathair tré theinidh.

9. Agus * na dhiaigh sin do chuadar clann Iúdah síos do throid a naghaidh na gCananiteach, noch do áitreibh ann sa tsliabh, agus an taobh ó dheas, agus ann sa ghleann. * Jos. 10. 26. & 11. 21. & 15. 13.

10. Agus do chuaidh Iúdah a naghaidh na gCananiteach do áitreibh ann Hebron ( anois do bé * Ciriat-arba ainm Hebron roimhe so, ) agus do mharbhadar Sesai, agus Ahiman, agus Talmai. * Jos. 15. 13.

11. Agus as sin do chuaidh sé a naghaidh áitreabhach Debir, ( agus Ciriat-sepher dob ainm roimhe sin do Dhebir )

12. Agus a dubhairt Cáleb, an té chloidheas Ciriat-sepher, agus ghabhus í, is dó sin do bhéara mé Achsah mingion na mnaoi:

13. Agus do ghabh Otniel mac Cenas, an dearbhrathair bob óige ag Caleb an chathair: agus tug sé dó Achsah a inghean na mnaoi.

14. Agus tárla a nuair tháinic sí chuige, go ttug sí air fearann diarraidh air a hathair: agus do thuirling sí dá hassal: agus a dubhairt Cáleb ria, cred as áill leat?

15. Agus a dubhairt sisi ris, tabhair beannughadh dam: óir tug tú fearann tirim dam, tabhair dam mar an gcedna sruthain uisge: agus tug Cáleb di na toibreacha úarac, agus na toibreacha ioſurac.

16. Agus do chuadar clann an Chenitig, athar mná Mhaoise, as Cathraigh na ccrann pailme súas maráon re

re cloinn Iúdah go fárac Iúdah, noc atá don taoib ó ḋeas do Arad, agus do ċuadar, agus do ċomnuiġeadar a measc na ndaoine.

17. Agus do ċuáiḋ Iúdah lé Simeon a ḋearbraṫair, agus do marbadar na Cananitiġ, noc do áitreib a Séphat, agus do sgrios i go hiomlán: (agus sé dob ainm don caṫraiġ * Hormah)

* Uibhr. 21.3.

18. Mar an ccéona do ġab Iúdah Gása maille re na córsuiġib, agus Asceelon maille re na córsuiġib, agus Ecron maille re na córsuiġib:

19. Agus do bí an Tiġearna re Iúdah, agus do ḋíbir sé amac áitreabaiġ an tsléibe: aċ níor féad sé áitreabaiġ an ġleanna do ḋíbirt, do ċionn go raib carbaid iarainn aca.

* Uibhr. 14. 24. Jos. 14. 13. & 15. 13.

20. * Agus tugadar Hebron do Chaleb, mar a duḃairt Maoise, agus do ḋíbir sé as sin tri mic Anac.

21. Agus níor ḋíbriodar clann Bheniamin na Iebusitiġ do áitreib an Ierusalem: aċ do fanadar na Iebusitiġ a bfoċair cloinne Beniamin gus a niuġ an Ierusalem.

22. Agus tiġ Ioseph, do ċuadarsan suas mar an gcéadna a naġaiḋ Bhetel, agus do bí an Tiġearna maille riú.

* Gen. 28.19.

23. Agus do ċuir tiġ Ioseph luċt braṫa an Bhetel: (anois ba * Luz ainm na caṫraċ roime sin)

24. Agus do ċonncadar an luċt braṫa duine ag teaċt amac as an gcaṫraiġ, agus a dubradar ris, guiḋmid ṫú, taisbéin dúinn sliġe dul a steaċ na caṫraċ so, * agus do ḋéanam trócaire ort.

* Jos. 2. 14.

25. Agus a núair do ṫaisbéin sé dóib sliġe dul a steaċ na caṫraċ, do buaileadar an caṫair lé faobar an cloiḋim: aċ do leigiodar an fear sin as, agus muinntir a ṫiġe uile.

26. Agus do ċuaiḋ an tóglaċ go dúṫċe na Hititeaċ, agus do ṫóg caṫair, agus do ġoir Luz dainm ḋí: sé sin is ainm ḋí gus a niuġ.

* Jos. 17. 11, 12.

27. Ní mó do * ḋíbir Manasseh áitreabaiġ Bhetsean agus a bailteaḋ, ná Táanach agus a bailteaḋ, ná áitreabaiġ Dor agus a bailteaḋ, ná áitreabaiġ Iblem agus a bailteaḋ, ná áitreabaiġ Megiddo agus a bailteaḋ; aċ ba mian leis na Canaanitib comnuiġe san tír sin.

28. Ach tárla a núair do bí Israel láidir, gur ċuireadar na Canaanitiġ fá ċíos, agus nar ḋíbriodar tríd amac iad.

29. Mar an ccéona níor ċuir Ephraim amac na Canaanitiġ, noc do áitreib an Gézer, aċ do áitreabadar na Canaanitiġ an Gezer na measc san.

30. Agus níor ḋíbir Sebulun áitreabaiġ Chitron, nó áitreabaiġ Nahalol; aċ do ċomnuiġeadar na Canaanitiġ na measc san, agus tangadar fá ċíos dóib.

31. Ní mó do ḋíbir Aser áitreabaiġ Acco, nó áitreabaiġ Sidon, nó Ahlab, nó Acsib, nó Helbah, nó Aphic, nó Rehob:

32. Ach do ċomnuiġeadar na Haseritiġ a measc na gCanaanitech, áitreabaiġ an fearainn: óir níor ḋíbriodar amac iad.

33. Ní mó do ḋíbir Naphtali áitreabaiġ Bhet-semes, nó áitreabaiġ Bhet-anat, aċ do áitrib sé a measc na cCanaanitec áitreabaiġ an fearainn: giḋeaḋ do bádar áitreabaiġ bhet-semes, agus bhet-anat fá ċíos dóib.

34. Agus do ċoiméigniġeadar na Hamoritiġ clann Dan do ċomnuiġe san tsliab, óir níor fulaingiodar dóib teaċt a núas ansa ġleann.

35. Ach ba mian leis na Hamoritib áitreab do ḋéanam a sliab Heres an Aialon, agus a Sealbim: giḋeaḋ rugadar láma tiġe Ioseph buaiḋ ionnus go dtangadar fá ċíos dóib.

36. Agus do bé teóra na Namoriteaċ ó árd Acrabbim, ón ccarraig agus ó sin suas.

CA.

## CAIB. 2.

AGus táinic aingeal an Tighearna a nios ó Ghilgal go Bócim, agus a dubhairt, tug misi oruibh dul súas as an Egipt, agus tug mé sibh cum na tíre do mhionnuigh mé da bhur naithribh; agus a dubhairt mé, ni bhrisfe mé mo chunnradh ribh choidhche.

*Deut. 7. 2. 2. Agus * ni dhéantaoi síothcháin ar bith ré háitreabhaibh na tíresi, teilgfidhe
*Deut. 12.3. sios * a naltóra: as níor umhluigheabhairse dom ghlór: cred fá ndearnabhair so?

3. Uimesin a dubhairt misi mar an gcéadna, ni dhíbeora amach rompa
*Jos. 23.30 iad: ach béid ann * bhur ttaobhaibh,
* Exod. 23. agus béid a ndée na * bpainteur
33. & 34.12. dhóibh.

4. Agus tárla a nuair do labhair aingeal an Tighearna na briathrasa ré cloinn Israel uile, gur tógbhadar an pobal a ngúth súas, agus gur ghuileadar.

5. Agus do ghoireadar ainm na háite sin Bócim, agus do rinneadar iodhbairt ansin don Tighearna.

6. Agus a nuair do léig Iosua don pobal imtheacht, do chúaidh gach aon do chloinn Israel an oighreacht féin do shealbhughadh an fhearainn.

7. Agus do rinneadar an pobal seirbhis don Tighearna ar feadh saoghail Iosua, agus ar feadh shaoghail na seanóireadh do bhí beó a ndiaigh Iosua, noch do chonnairc na huile oibreacha móra do rinne an Tighearna ar son Israel.

8. Agus fuair Iosua mac Nun seirbhiseach an Tighearna bás, ar mbeith dó céad agus deich mbliadhna dh'aois.

9. Agus do adhlaiceadar é a nimiol a oighreachta féin a tTimnath-heres a sliabh Ephraim, ansa taobh thuaigh don chnoc Gaas.

10. Agus do bhádar mar an gcéadna an geineleachsin uile ar na gcruinniughadh cum a naithreach, agus d'éirigh sliocht eile na ndiaigh sin, ag nach raibh fios an Tighearna, ná fós na ngníomhartha do rinne sé ar son Israel.

11. Agus do rinneadar clann Israel olc a bfiadhnuisi an Tighearna, agus do rinneadar seirbhis do Bháalim.

12. Agus do thréigeadar an Tighearna Dia a naithreach, noch tug amach iad as crích na hEgipte, agus do leanadar dée eile do dhéibh na ndaoine do bhí gacha taobh díobh, agus do chlaonadar iad féin dóibh, agus do bhrostuigheadar an Tighearna cum feirge.

13. Agus do thréigiodar an Tighearna, 7 do adhradar Báal, 7 Astároth.

14. Agus do las fearg an Tighearna a naghaidh Israel, 7 do sheachaidh sé iad a lámhaibh creachadóireadh, noch do chreach iad, agus do * reac sé iad a * Psal. 44.12
bhfámhaibh a námhad gacha taobh díobh, ionnus Isa. 50. 1.
nar fhéidir leó seasamh ni budh faide a lathair a námhad.

15. Gidh bé ball a ttéighdís amach, do bhíodh lámh an Tighearna na naghaidh cum uilc, mar a dubhairt an Tighearna, agus * Lebhit. 26.
mar do * mhionnuigh an Tighearna dóibh: Deut. 28.
7 do buaidhreadh go mór iad.

16. Gidheadh do thóg an Tighearna breitheamhain súas, noch do shaor iad ó lámhaibh na druinge do chreach iad.

17. As gidheadh níor umhluigheadar dá mbreitheamhnaibh, ach do chúadar lé striapachus a ndiaigh dée oile, agus do chlaonadar iad féin dóibh: do iompoigheadar go luath as a tslighe ann ar siubhluigheadar a naithre, ag umhlúghadh d'aithne an Tighearna; ach ni dhearnadarsan sin.

18. Agus a nuair do thóg an Tighearna breitheamhain súas dóibh; annsin do bhí an Tighearna leis an mbreitheamh, agus do shaor sé iad as lámhaibh a námhad ar feadh bheatha an breitheamhain (óir do bhí aithreachus ar an tTighearna ar son a nuchbhadhadh, do bhrigh na muintiresin do sháraigh, agus do buaildís iad)

19. Agus tárla a nuair fuair an * * Caib. 3. 12
breitheamh bás, gur iompoigheadar, agus gur thruailligheadar iad féin nios mó

ná

ná a naiṫreaċa, ag leanmhuin dée oile dá
naḋradh, agus dumhlughaḋ sios dóibh:
níor sguireadar dá ngníomhraḋ, nó dá
sliġe easumhail.
20. Agus do bhí fearg an Tiġer-
na teiṫ a naġaiḋ Israel, agus a
dubhairt sé, do ḃrigh gur sáruigheadar
an ṁuinntirse mo ċunnraḋ, noċ do aiṫin
mé dá naiṫribh, agus nár éisdeadar
rem ġlór:
21. Ní diḃeora-misi mar an gcéad-
na ó so amaċ éinneach rompa do na
cineaḋaċaibh dfág Iosua na ḋiáiġ a
nuair fuáir sé bás:
22. Ionnus go ndearboċa mé Israel
ṫríoṫasan, an gcoimhéadfaid sliġe an
Tiġerna do siubhal innte, mar do ċoim-
héadadar a naiṫreaċa, nó naċ déanfaid.
23. Uime sin dfulaing an Tiġer-
na na cineaḋaċasin gan a ndíbirt am-
ach go luaṫ, ní mó ṫug sé a láimh
Iosua iad.

---

## CAIB. 3.

ANois is iad so na cineaḋa-
ċa dfág an Tiġerna ċum
Israel do ḋearbhaḋ leo (eadhon
an méid do Israel da nar
ḃaiṫne coguiḋ Chánaain uile.
2. Amháin ionnus go mbiaḋ a ḟios
ag sliocht cloinne Israel cogaḋ do mhú-
naḋ dóibh, go háiriġ don méid da nar
ḃaiṫin éinní de.)
3. [Mar atá] cúig Thiġerna na
bPhilistineaċ, agus na Canaaniṫiġ uile,
agus na Sidóniaṫiġ, agus na Hibi-
tiġ do áiṫribh a sliaḃ Lebanon ó ṡliaḃ
Baal-hermon go nuige dul a steaċ go
Hámat.
4. Agus do ḃádar ann do ḋearbhaḋ
Israel riu, dfeaċain an néistfidís re
haiṫeantaiḃ an Tiġerna, noċ do aiṫin
sé da naiṫribh lé láimh Mhaóise.
5. Agus do ċomhnuiġeadar clann
Israel a measc na gCanaaniteaċ, na

Hititeach, agus na Namoriteach, a-
gus na bPerisiteach, agus na Hibi-
teach, agus na Iebusiteach.
6. Agus tugadar a ningiona na
mnáibh ċuca, agus tugadar a nin-
ġiona dá macaibh, agus daḋradar a
ndée.
7. Agus do rinneadar clann Israel
olc a raḋarc an Tiġerna, agus do
ḋearmadaid siad an Tiġerna a Ndia féin,
agus do aḋradar Baalim, agus na
garráin.
8. Uimesin do bhí fearg an Tiġ-
erna teasaiġe a naġaiḋ Israel, agus
do reac sé iad a láimh Chusan-Risataim
Ríġ na Mesopotámia, agus do rinneadar
clann Israel seirbhís do Chusan-Risa-
taim ocht mbliaḋna.
9. Agus a nuáir do éiġmiodar
clann Israel ar an tTiġerna, do
ṫóg an Tiġerna súas fear sáorṫa
do ċloinn Israel, noċ do ṫárṫuiġ iad,
eadhon Otniel mac Cénas, an dearbhra-
ṫair dob óige ag Cáleb.
10. Agus ṫáinic spiorad an Tiġ-
erna air, agus do breaṫnuiġ sé a Nis-
rael, agus do ċuaiḋ amaċ do ḋéanamh
cogaiḋ, agus ṫug an Tiġerna Chus-
an-Risataim Ríġ Mhesopotámia ann
a láimh, agus do buaiḋ a lámh a na-
ġaiḋ Chusan-Risataim.
11. Agus do bhí suaimhneas ag an
tír ar feaḋ dá ḟiċtiod bliaḋan, a-
gus fuáir Otniel mac Cénas bás.
12. Agus do ċionntuiġeadar clann
Israel a ris a raḋarc an Tiġerna,
agus do neartuiġ an Tiġerna Eglon
Ríġ Moab a naġaiḋ Israel, do ḃriġ
go ndéarnadar olc a raḋarc an Tiġ-
na.
13. Agus do ċruinniġ sé ċuige
féin clann Ammon, agus Amalec, a-
gus dimṫiġ sé, agus do buail sé
Israel, agus co ṡealbhuiġ caṫair na
ccrann bpailme.
14. Mar sin do ḃádar clann Is-
rael ag déanamh seirbhísi do Eglon Ríġ
Moab ocht mbliadhna deug.
15. Ach a nuair do éiġmeadar
clann Israel ar an tTiġerna, do ṫóg

an Tiġearna ſaorṫóir ſúas dóiḃ Ehud mac Gera, beniaminteaċ, duine cléláṁaċ, agus do ċuireadar clann Israel tiodhlacaḋ leis cum Eglon Ríġ Moab.

16. Ach do rinne Ehud daiġeár dá ḟáobar dó féin ann a raiḃ cubad ar ḟad, agus do ċeangail ſé é faoi na éadaċ ar a ċeaṫramuin deis.

17. Agus tug ſé an tiodhlacaḋ cum Eglon Ríġ Moab, agus ba duine ro ṁéiṫ Eglon.

18. Agus a nuair do ċríoċnuiġ ſé an tiodhlacaḋ do ṫabairt uaḋ, do ċuir ſé ar ſiubal an luċt diomċuir an tiodhlacaḋ.

19. Ach do ḟill ſé féin a rís ó na cuilṁuiḃ do bí láiṁ re Gilgal, agus a duḃairt ſé, atá teaċtaireaċt ſeicréideaċ agam ċugad a Ríġ: noċ a duḃairt, bí ad ṫoſd, agus a raiḃ na ſeaſaṁ na ḟoċair uile do ċuadar amaċ uaḋ.

20. Agus ṫáinic Ehud ċuige, agus do bí ſé na ſuiḋe a bpárlús ſamraiḋ, noċ do bí aige dó féin amáin: agus a duḃairt Ehud, atá teaċtaireaċt agum ó Dhia ċugad: agus d'éiriġ ſé as a ċaṫaoir.

21. Agus do ċuir Ehud amaċ a láṁ ċlé, agus tug an daiġeár ó na laoiġ deis, agus do ſáiṫ ann a bolgſan é.

22. Agus do ċuaiḋ an dornċur a ſteaċ a ndiaiġ na lainne, agus do lean an blonag don lainn, ionnus nár ḟéad ſé an daiġeár do ṫarraing as a bolg, agus ṫáinic an ſalċar amaċ.

23. Annſin do ċuaiḋ Ehud amaċ tríd an bpóirſi, agus do ḋún ſé doirſe an párlúis air, agus do ċuir glas orra.

24. A nuair do ċuaiḋ ſé amaċ, tangadar a ṡeirbhiſiġ, agus a nuair do ċonncadar, féuċ go raiḃ doirſi an pharlúis druidte, duḃradar, go deiṁin do ḟoluiġ ſé a ċosa ann a ṡeomra ſamraiḋ.

25. Agus do ḟanadar nó go mad náir leó, agus féuċ, níor ḟoſgail ſé doirſe an pharlúis: uime ſin do ġlacadar eoċair, agus do ḟosgladar, agus féuċ, do bí a dTiġearna ar ttuitim marḃ ar talum:

26. Agus an ḟad do ḃádar ag ſuireaċ, do ċuaiḋ Ehud as; agus do imṫiġ ſé ṫar na coilltiḃ, agus do ċuaiḋ ſé as go Seirat.

27. Agus tárla a nuair ṫáinic ſé, gur ſeid ſé ſtoc ar ſliaḃ Ephraim: agus do ċuadar clann Israel ſíos leis ón tſliaḃ, agus eiſion rompa.

28. Agus a duḃairt ſé riú, leanuiḋ miſi: óir tug an Tiġearna na Moabitiġ bhur naiṁde ann bhur láiṁ, agus do ċuadar ſíos na diaiġ: agus do ġabadar áṫanna Iordan leaṫ re Moab, agus níor léigeadar duine ṫairis.

29. Agus do ṁarbadar do Mhaob a nuair ſin timcioll deiċ míle fear, daoine neartṁara agus gaiſgeaṁla uile; agus ní deaċaiḋ aondhuine as.

30. Mar ſin do claoiḋeaḋ Moab an lá ſin fá láiṁ Israel, agus do bí an tír ſuaimneaċ oċtmoġad bliadan.

31. Agus na diaiġ ſin do bí Samgar mac Anat, noċ do ṁarḃ do na Philiſtineaċaiḃ ſé ċéud fear le cleiṫ-ṗríoca daṁ, agus do ſaor ſeiſion Israel mar an gcéadna.

## CAIB. 4.

Agus do rinneadar clann Israel a rís olc a radharc an Tiġearna a nuair do éug Ehud.

2. Agus do reic an Tiġearna iad a láiṁ Iábin Ríġ Canaan, noċ ba Ríġ an Hásor: ba hé a Chaiptín ſlóiġ Siſera noċ dáitreiḃ ann Haroſet na ngeinteaḋ.

3. Agus d'éiġmeadar clann Israel cum an Tiġearna, óir do bí aige naoi gcéud carbad iarainn: agus do ſáruiġ ſé go hanmór clann Israel fiċe bliadan.

4. Agus

4. Agus Deborah banḟáiġ, bean Lapidot, dob isi fá breiṫeaṁ ar Israel fá namsin.
5. Agus do bí si na coṁnuiġe fá ċrann pailme Dheborah, eidir Rámah agus betel a sliab Ephraim: agus tangadar clann Israel ċuice súas dfa-ġáil breiṫeaṁnuis:
6. Agus do ċuir si fios, agus do ġoir si bárac mac Abinoam amaċ as Cedes-naphtali, agus a dubairt si ris; a né nar aitin an Tiġearna Dia Israel, éirġiḋ agus tarruing leat re sliab Tábor, agus beir leat deiċ míle fear do ċloinn Naphtali, agus do ċloinn Sebulun?
7. Agus tairreongad misi ad ċeann gus a nabhainn * Cison, Sisera Caiptin slóiġ Iábin maille re na ċarbadaiḃ, agus le na toiċeastal; agus do bearad mé ad láimsi é. *Psal. 83. 9, 10.
8. Agus a dubairt bárac ria; má ṫéid tusa liom, annsin raċa mé ann: ach muna ndeaċaiḋ tusa liom, ní raċa mé ann.
9. Agus a dubairt sisi; raċa misi leat go deimin, giḋeaḋ an turus ġábhus tú ad láim ní biáiḋ mar onóir duitsi: óir reacfaiḋ an Tiġearna Sisera a láim mná; agus d'éiriġ Deborah, agus do ċuáiḋ le bárac go Cedes.
10. Agus do ġoir bárac Sebulun, agus Naphtali go Cédes, agus do ċuáiḋ sé súas maille re deiċ míle fear le na ċois; agus do ċuáiḋ Deborah súas leis.
11. Annois do deaĺuiġ Heber an Cenitech é féin ó na Cenitecuiḃ, noċ do bí do ċloinn * Hóbab cliamhuin Mhaóise, agus do suiḋ a ḟoslungport go nuige réiteċ Saanaim, noch atá láim ré Cédes. *Uibhir. 10. 29.
12. Agus do ḟoillsiġeadar do Shisera; go ndeaċaiḋ bárac mac Abinoam súas go sliab Tábor.
13. Agus do ċruinniġ Sisera a bfoċair a ċéile a ċarbuid uile, eadhon naói gcéd carbad iaruinn, agus a nuile duine da raiḃ na ḟoċair ó Harosheth na ngeinteaḋ gonuige a nabhainn Cison.
14. Agus a dubairt Deborah re bárac, éiriġ súas: óir a sé so an lá ar ttoirbir an Tiġearna Sisera ad láim: a né nach deaċaiḋ an Tiġearna amaċ romad? Mar sin do ċuáiḋ bárac síos ó sliab Tábor, agus deiċ míle fear na diáiġ.
15. Agus do ċlaóiḋ an * Tiġearna Sisera, agus a ċarbuid uile, agus a slúaġ uile le fáobar an ċloiḋim, roimhe bhárac: ionnus gur ṫuirling Sisera as a ċarbad síos, agus gur teiṫ a luas a ċos. *Psal. 83. 9, 10.
16. Ach do lean bárac a ndiáiġ na gcarbad, agus a ndiaiġ an tslóiġ go Harosheth na ngeinteaḋ, agus do ṫuit slúaġ Shisera uile le fáobar an ċloiḋim, agus níor fágbhadh duine diob.
17. Giḋeaḋ do teiṫ Sisera ar a ċosuiḃ go lóistin Iael bean Heber an Cenitech: óir do bí síoṫċáin idir Iábin Ríġ Hásor, agus tiġ Héber an Ceniteċ.
18. Agus do ċuáiḋ Iael amach a gcoinne Shisera, agus a dubairt ris, fill a steċ a Thiġearna, fill a steċ ċugamsa, ná bioḋ eagla ort: agus a nuáir do ḟill sé a steach ċuice dá lóistin dfoluiġ si é lé falluing.
19. Agus a dubairt sé ria, guiḋim tú, tabair dam beagán uisge ré a ól, óir atá tart orm: agus dfosgail sisi buideal * baine, agus tug dósan deoċ, agus do ḋeasuiġ ḟoach tairis. *Caib. 5. 25.
20. A ris a dubairt sé ria, seas a ndorus an tiġe, agus is amluiġ biás, má ṫig duine ar biṫh, agus fiafroċus diot, agus déarus, an bfuil duine anso? déara tusa, ní bfuil.
21. Annsin do ġlac Iael bean Heber táirnge don páilliun, agus do ġlac geinge na láim, agus do ċuáiḋ go min ċuige, agus do buáil an táirnge iona ċamóig ara, agus do daingniġ ansa talum é: (óir do bí sé na súan codalta agus curta:) mar sin fuáir sé bás.
22. Agus féuch, mar do bí bárac

ag

ag lenmhuin Shisera, ṫáinic Iáel amaċ na ċoinne, agus a dubhairt sí ris, tárr, agus taisbenfuidh mise an duine ata tú diarraidh: agus a nuáir ṫáinic sé dá lórgaireaċt, féuċ do bhí Sisera na luidhe marbh, agus do bhí an tairrnge iona ċamóig ann.

23. Mar sin do ċlaoidh Dia an lá sin Iábin Righ Cánaan roimhe ċloinn Israel, agus rugadar buáidh ar Iábin Righ Cánaan nó gur sgriosadar Iábin Righ Cánaan.

---

## C A I B. 5.

AN sin do ċan Debórah, agus Bárac mac Abinoam an la sin, dá rádh.

2. Molaidh-si an Tighearna, do ċionn dioghaltais Israel, a nuair do ṫoirbhriodar na daoine iad féin go toilemhuil.

3. Eistighe a Righṫe, tugaidh aire a ṗrionnsaidhe; canfuidh misi, misi féin don Tighearna, canfuidh mé moladh don Tighearna Dia Israel.

4. A Thighearna, * a nuair do ċualaidh
*Deut. 4. 11. tú amach as Seir, a nuáir do ċualaidh
tú ar hagaidh as macaire Edom, do ċrioṫnuigh an talamh, agus do sileadar na neamha, agus na neóill mar an gcéadna do sileadar uisge.

5. Do * leaghadar na sléibhte
*Psal. 97. 5.
*Exod. 19. 18. roimhe ghnúis an Tighearna, * Sinai féin roimhe ghnúis an Tighearna Dia Israel.

*Caib. 3. 31. 6. A láeṫibh * Shamgar mic Anat,
*Caib. 4. 18. a láeṫibh * Iáel do bhádar na sliġṫe móra gan taṫaighe, agus do siublaigheadar lucht imṫeaċta na slighṫeadh a ródaibh sgeċránaċa.

7. Do sguireadar áitreabhaigh na mbailteadh, do sguireadar a Nisrael, nó gur éirigh misi Deborah, nó gur éirigh mé am maṫair a Nisrael.

8. Do toghadar Dée eile núadha, ansin do bhí an cogadh ann sna doirsibh: an bhfacus sgiaṫ, nó gaṫ a measc ċeaṫraċad míle a Nisrael?

9. Atá mo ċroidhe a nuasaránaibh Israel, noċ do ṫoirbhir iad féin go toilemhuil a measg an pobail beannuighidh an Tighearna.

10. Labhraidh sibhsi do ni marcuigheaċd ar asalaibh bána, a lucht suidhios a mbreiṫeamhnus, agus siublaighios an tslighe.

11. [An drong do sáoradh] ar ḟuáim na saighdeoradh a náitibh tarraingṫe a nuisge; ann sin foillseoċuid siad gniomhradh firénta an Tighearna, eadhon na gnioma firénta a ttáobh áitreabhaċ a bailteadh a Nisrael: ann sin raċaidh pobal an Tighearna síos gus na geataibh.

12. Músgail, Músgail a Dhebórah: músguil, músguil, can dán: éirigh a Bhárac, agus treóruigh do ḃraighdionus a mbraighd, tusa a mic Abinoam.

13. Ann sin ṫug sé ar an té mhairios, go mbiáidh uachtaránas aige ós ċionn na nuasal a measg an ṗobail: ṫug an Tighearna orumsa tighearnus do beiṫ agam ós cionn na gcumhachdach.

14. Amach as Ephraim do bhí fréamh díobh a nagaidh Amalec; ad diáigh si a Bheniamin a measg do ṗobail; amaċ as Machir ṫangadar uachtaráin a núas, agus amach as Sebulun ṫáinic an drong ġlacus peann an sgribhneóra.

15. Agus do bhádar prionnsaidhe Isachar a bfoċair Dhebórah, eadhon Isachar féin, agus Bárac mar an ccéadna, do cuireadh dá ċois ċum an ġleanna é: ar son rann Reuben do bhádar smuaintighe móra croidhe.

16. Cred fá ndearnuis comhnuighe a measg bánrach na gcáorach déisteaċt re meiligh na ttréud? ar son rann Reuben do bhí sgrúdadh mór croidhe.

17. Do rinne Gilead comhnuighe táobh tall do Iordan; agus cred fá ar ḟan Dan a longaibh? do rinne Aser comhnuighe ar ṫráigh na fairrge, agus do ḟan ann a bearnaibh.

18. Agus bá daoine Sebulun, agus
Naphtali do ċuir a nanmanna a mbaoġal
go bás a náitib árda an maċaire.
19. Tangadar na Riġṫe, agus
do ṫroideadar; ann sin do ṫroideadar
Riġṫe Cánaan a Dtánaac láim re
huisgiḃib Mhegiddon; níor ġabhadar
éadáil ar biṫ airgid.
20. Do ṫroideadar ó ḟlaiṫeamhnus,
do ċaṫuiġeadar na réulta ann a sliġṫib
a naġaiḋ Shisera.
21. Do ḟúaduiġ a nabann Cison le iad,
an tseanabann sin, a nabann Cison: ó mo
anum, do ṡaltuir tú síos neart.
22. Ann sin do bristeaḋ ingne na neaċ,
do ḃríġ a niompúaguiḋ, iompúaġaḋ a
neaċ árrasa.
23. Malluiġiḋsi Meros (do ráiḋ
aingeal an Tiġearna) malluiġiḋsi go
deanaṁaċ a háitreabuiġ: do ċionn naċ
dtangadar a ccabuir an Tiġearna a na-
ġaiḋ na ccumaṁaċ.
24. Buḋ beannuiġ bias Iáel ós cionn
na mban, bean Heber an Ceniteaċ, buḋ
beannuiġ í ós cionn ban ansa bpáilliún.
25. Diaruiḋ sé uisge, agus ṫug sí
bainne dó, ṫug sí im amaċ a méis
ṫiġearnamhuil.
26. Do ċuir sí a lám ansa táirnge,
⁊ a lám deas ar ġeinge na noibriġeaḋ:
agus do buail sí Sisera leis an ngein-
ge, do ġeárr sí a ċeann de, a nuair
do ṫoll sí, agus do buail sí é tre na
ċamóig ara.
27. Dumluiġ sé agá cosuiḃ, do
ṫuit sé, do luiġ se síos: agá cosuiḃ
do umluiġ sé, do ṫuit sé, mar ar
ċlaon sé, ann sin do ṫuit sé síos marḃ.
28. Dféaċ maṫair Shisera amach
ar ḟuinneóig, agus do eiġ trid an lai-
tis, cred fá bfuil a ċarbad an fad so
ag teaċt? Cred fa dfanuiḋ ritleam a
ċarbad?
29. Do ḟreagradar a baintiġearnaḋ
glioca í, fós do ḟreagair sisi í
féin.
30. Nach rugadar búaiḋ? naċ ar
roinneadar a néadáil, da ġaċ ḟinfear
cailín no dó; do Shisera éadáil
ioldaṫaċ, éadáil ioldhathach dobair
shnathaide, ioldhathach dobair
snaṫai de air gaċ taoiḃ, fá bráiġdiḃ
an luiċt éadala.
31. Marsin a Thiġearna go gclaoid-
ṫear do naimde uile: ach bioḋ an
méid ler bionnuin é, mar an ngrein a
nuair éirġios súas iona neart. Agus do
bí suaimnios ansa talum ceaṫraċad
bliaḋan.

## CAIB. 6.

Agus do rinneadar clann Israel
olc a bfiaġnuisi an Tiġear-
na, agus ṫug an Tiġearna
iad a láim Mhidian ar feaḋ
seaċt mbliaḋan.
2. Agus rug lám Mhidian búaiḋ
a naġaiḋ Israel, agus tre eagla na
Midianaċ do rinneadar clann Israel dóiḃ
féin na húama atá ann sna sléibtib,
agus na cúasa, agus na daingneaċa
láidre.
3. Agus is amhluiḋ bí, a nuair do
ċuir Israel síol, go ttangadar na
Midianuiġ súas, agus na Hamaleci-
tiġ, agus clanna a noirṫir, ṫan-
gadar súas na naġaiḋ.
4. Agus do ṡuiġeadar forlung-
ṗort na naġaiḋ, agus do ṁilleadar
biseaċ na talman, nó go ttí tú go
Gása, agus níor ḟágbadar beaṫa ar
biṫ ag Israel, caoiriġ, nó daim, nó
asail.
5. Oir ṫangadar súas maille re
na mbuaiḃ, agus le na ttiġṫib, agus tan-
gadar amhuil Locuistiġ ar líonmhaire,
óir do bádar féin araon, agus a
ccámhuill doáirimhe, agus do ċuádar
a steaċ don tír dá hargain:
6. Agus do bochtuiġeaḋ Israel go-
romór, do ḃríġ na Midianaċ, agus do
eiġmeadar clann Israel ar an Tti-
ġearna.
7. Agus tárla a nuair deiġmeadar
clann

clann Israel ċum an Tiġearna do ḃríġ
na Midianaċ;
8. Gur ċuir an Tiġearna fáiḋ ċum
ċloinne Israel, noċ a duḃairt riú, mar so
a duḃairt Tiġearna Día Israel, tug misi
suas ó Néigipt sib, agus tug mé
amaċ sib as tiġ na ḋaoirsi,
9. Agus do ṡaor mé sib as láim na
Néigiptaċ, agus as láim gaċ a raiḃ
trom oruiḃ, agus do ṫiomáin mé amaċ
romhuiḃ iad, agus tug mé a nduiṫċe
diḃse;
10. Agus a duḃairt mé riḃ, is misi
*2 Riegh. 17. 35, 38. Ier. 10 2. bhur dTiġearna Día, ná bíoḋ * eagla deé
na Namoriteċ oruiḃ, aga bfuilti bhur
ccomnuiġe iona ndúṫċe: aċ níor
umhluiġeabhair dom ġlór.
11. Agus táinic aingeal ón dTi-
ġearna, agus do ṡuiġ fáoi dhair noċ
do bí ann Ophrah, noċ ba lé Ióas an
*Ebh. 11. 32. Tabi-esriteċ, agus do bí a ṁac *
Gideon ag bualaḋ cruiṫneaċta láim ré hio-
nad brúite an fiona, dá folaċ ar na
Midiancaiḃ.
12. Agus do taisbeanaḋ aingeal an
Tiġearna dó, agus a duḃairt sé
ris, atá an Tiġearna maille leat a
ḋuine neartmhar a ngaisgiḋ.
13. Agus a duḃairt Gideon ris, oh
mo Thiġearna, má atá an Tiġearna
maille rinn, cred fá ttegmhann so uile
ḋúinn? agus cáit a bfuilid a ṁorḃuile
uile, noċ do innsedar ar naiṫreaċa
ḋúinn, dá ráḋ, naċ ttug an Tiġearna
a níos ón Néigipt sinn? as anois do
ṫréig an Tiġearna sinn, agus do ṡe-
ċaid sé sinn a láimiḃ na Midia-
nach.
14. Agus dféuċ an Tiġearna air,
agus a duḃairt, imṫiġ anso ann do
neart, agus sáorfuiḋ tú Israel ó
láimiḃ na Midianaċ: naċ ar ċuir misi
uáim tú?
15. Agus a duḃairt seision ris, ó
mo Thiġearna, cred le ttárrṫoċa
mé Israel; féuċ atá mo ṁuintir boċt
a Manasseh, agus is mé féin is
luġa a ttiġ maṫar.
16. Agus a duḃairt an Tiġearna
ris, is deimin go mbiaiḋ misi leat,

agus buailfiḋ tú na Midianaiġ amhail
aon duine amáin.
17. Agus a duḃairt seision ris,
ma fuair mé grása anois ad radharc,
ann sin taisbein comhartha dam, go la-
ḃrann tú riom.
18. Guiḋim tú, ná himṫiġ as so nó
go ttí mé ċugad, agus go ttuga
mé amaċ mo ofráil ḃiḋ, agus go
ccuiriḋ mé í as do ċoinne: agus a duḃairt
seision, fanfuiḋ mé nó go ttí tú a ris.
19. Agus do ċuaiḋ Gideon a steaċ,
agus do ġléas sé meannán do na ga-
bhraiḃ, agus cácaiḋe gan loibin do
Ephah pluir: do ċuir sé a nfeóil a
mbascaéd, agus do ċuir an tanbruiṫ
a bpota, agus tug sé ċuige é faoi
an ndair, agus do ṫairg é.
20. Agus a duḃairt aingeal Dé
ris, glac a nfeoil, agus na haráin
gan loibin, agus cuir air an gcarraig so
iad, agus dóirt amaċ án tanbruth:
agus do rinne sé sin.
21. Agus ann sin do ċuir aingeal an
Tiġearna ceann an bata do bí na láim
amaċ, agus do bean ris an bfeoil
agus na haránuiḃ gan loibin: agus
do éiriġ teiniḋ suas as an gcarraig,
agus do loisg a nfeóil 7 na bairgiona
gan loibin; ann sin dimṫiġ aingeal an
Tiġearna as a amharc.
22. Agus a nuair tuig Gideon gur bé
aingeal Dé é, a duḃairt Gideon, uċ a Thi-
ġearna Día; do ḃrígh go bfaca mé aingeal
an Tiġearna * agaiḋ ar aġaiḋ. * Exod. 33. 20. Caib. 13. 22.
23. Agus a duḃairt an Tiġearna
ris, síoṫċain maille leat, ná bíoḋ
eagla ort, ni bfuiġe tú bás.
24. Ann sin do tóg Gideon altóir
don Tighearna ann a náitsin, agus do
ghoir Iehobah-Salom ḋi: gus an lá
a niugh atási fós ann Ophrah na
Nabi-esriteċ.
25. Agus tárla a noiḋċe sin féin
go nduḃairt an Tighearna ris, glac bu-
lóg óg hatar, eadhon an dara bulóg
do ṡeaċt mbliaḋnuiḃ ḋaois, agus teilg
sios altóir Bhaal atá ag hataiġ,
agus gearr sios a nfáscoill ghabhráin
atá láim ris:

 26. Agus

26. Agus déna altóir dot Thighearna Dia ar mullach na carraige an sa náit dhaingin, agus glac an dara colpach, agus offráil íodhbairt loisge le cunnadh na coilleadh noch gearrfas tú síos.

27. Ann sin rug Gideon deichneabhar fear dá sheirbhíseachaibh leis, agus do rinne mar a dubhairt an Tighearna ris: agus is amhlaidh bhí, do chionn gur bheagail leis muintir a athar, agus muintir na caithreacha, nach ar fhéd sé do dhénamh san ló, go ndearna san noidhche é.

28. Agus a nuair do éirgheadar muintir na caithrech go moch ar maidin, féch do bhí altóir Bhaal ar na teilgion síos, agus do gearradh síos an choill do bhí láimh ria; agus do híodhbradh an dara bulóg ar a naltóir do tógbhadh.

29. Agus a dubhairt gach aon aca re chéile, cia rinne an nidhse? agus a nuáir do sfionadar, agus dfiafruigheadar, a dubhradar, a sé Gideon mac Ioas do rinne so.

30. Ann sin a dubhradar muintir na caithrech re Ioas, tabhair amach do mhac go bfuighe sé bás, do chionn gur bhris sé síos altóir Bhaal, agus do chionn gur ghearr sé síos an choill do bhí láimh ris.

31. Agus a dubhairt Ioas re ar sheasadh na aghaidh uile; a ndéanfadhaoi tagra ar son Bhaal? an gcoimhéodchaidh sibhse é? an té thaigeoras ar a son cuirthear chum báis é, an fead atá fós na maidin: más Dia é, tagradh sé ar a son féin, do chionn gur theilg duine a altóir síos.

32. Ar a nadhbharsin do ghoir sé Ierubbaal de an lá sin, ga rádh, déanadh Baal tagra na aghaidh, do chionn gur theilg sé a altóir síos.

33. Annsin do bhádar na Midianaigh uile, agus na Hamalecitigh, agus clanna a noirthear ar na gcruinniughadh a bfochair a chéile, agus do chuadar anonn agus do suidheadar a ngleann Iezreel.

34. Ach tháinic spiorad an Tighearna ar Ghideon, agus do shéid sé * a stoc, agus do cruinnigh Abiezer na dhiaigh. * Uibhr. 10. 3. Caib. 3. 27.

35. Agus do chuir sé teachta ar fad Mhanasseh uile, noch do bhí mar an gcéadna ar na gcruinniughadh na dhiaigh, agus do chuir teachta go Haser, agus go Sebulun, agus go Naphtali, agus tangadar a nsios na coinne.

36. Agus a dubhairt Gideon re Dia, má tárrthoghion tú Israel lem láimhsi, fa mar a dubhairt tú,

37. Féch, cuirfe me lomradh olla ar a nurlár, 7 ma bhíon drúcht ar a lomradh amháin, 7 go mbia an talamh uile tirim, ann sin biaidh a fhios agam go ttárrthocha tú Israel lem láimhsi, mar a dubhairt tú.

38. Agus do bhí mar sin: óir do éirigh sé go moch ar na mhárach, agus do dhlúthaigh sé re chéile an lomradh, agus dfáisg do drúcht as an lomradh, lán scála duisge.

39. Agus a dubhairt Gideon re Dia, * ná lasadh t'fearg am aghaidh, agus ní laibheora mé acht so amháin: guidhim thú, ná dearbhaim acht anaonuáirse eile leis a lomradh; bíodh an tiormach ar a lomradh amháin, agus bíodh drúcht ar an ttalamh uile. * Gen. 18. 32.

40. Agus do rinne Dia sin a noidhche sin: óir do bhí an tiormach air a lomradh amháin, agus drúcht air an ttalamh uile.

---

## CAIB. 7.

ANN sin do éirigh suas Ierubbaal, sé sin Gideon, agus an pobal do bhí na fhochair, go moch, agus do suidheadar láimh re tobar Harod: ionnus go raibh slúagh na Midianach don taobh thuaidh díobh, láimh re cnoc Moreh an sa ghleann.

2. Agus

2. Agus a dubhairt an Tighearna ré Gideon, atáid na daoine si ad foċair ro iomadamhuil damhsa ré tabhairt na Midianach ann a lámhaibh, deagla go mbeith úabhar ar Israel am aghaidhsi, gá rádh, si mo lámh féin do tháirrthigh mé.

3. Anois ar a nádhbharsin tiomáin ort, fúagair a gcluasaibh na ndaoineadh, gá rádh, * gidh bé ar a bhfuil uamhan nó eagla, filleadh sé, agus imtigheadh go moċ ó shliabh Gilead: Agus do fill annsin don pobal, [illegible] agus fiċċe, agus dfanadar [illegible].

* Deut. 20. 8. 1 Machab. 3. 56.

4. Agus a dubhairt an Tighearna ré Gideon, atáid an slúagh ro lionmhar fós: tabhair leat síos iad ċum a nuisge, agus teisteochadsa annsin dhuit iad: agus is amhluidh bias gidh bé ar a ndearna misi, imtigheadh an fearsa leat, racháidh an fearsin leat, agus gidh bé ar a ndearna mé, ná himtigheadh an fearsa leat, ní racháidh an fearsin leat.

5. Marsin thug sé a nuas na daoine ċum a nuisge, agus a dubhairt an Tighearna ré Gideon: gach aon dá ligfidh súas an tuisge le na teangaidh mar do ólnadh madradh, cuirfe tú an té sin ar leith; mar an gcéadna gach aon dá ccromann síos ar a glúinibh dól dighe.

6. Agus uimhir na ndaoine do tarraing le na dteangaidh an tuisge ag cur a láimhe ċum a mbeoil, bá trí ċéad fear: acht an ċuid eile uile don pobal, do ċromadar síos ar a nglúinibh dól uisge.

7. Agus a dubhairt an Tighearna ré Gideon, is leis na trí ċéud fear do lig súas [an tuisge] tárrthocuis mé sibh, agus tóirbheoruis mé na Midianaigh ann do láimh, agus imtigheadh các uile gach áon diobh dá áit féin.

8. Mar sin do rug an pobal lón leó iona láimhaibh, agus a stuic: agus do chuir sé an ċuid eile Disrael gach áon diobh dá lóistin, agus do ċongbhuigh na trí ċéd fearsin, agus do bí slúagh Midian táobh síos diobh annsa ghleann.

9. Agus tárla a noidhċe sin féin, go ndubhairt an Tighearna ris, éirigh síos a gcionn an tsloigh: óir tug misi ad láimh é.

10. Ach má bionn eagla ort dul síos, éirigh le Phurah do sheirbhiseach síos ċum an tsloigh.

11. Agus éistfidh tú créd a deirid siad, agus na dhiaigh sin neartochar do láma do dul síos ċum an tsloigh. Annsin do ċuaidh sé síos lé Phurah a sheirbhfoghantaidh gus an gcuid amuigh do na daoinibh armtha, do bhí san tslúagh.

12. Agus do bhádar na Midianaigh, agus na hAmalecitigh, agus clann a * noirthir uile ar feadh an ghleanna amhuil lócuistigh ar lionmhaire; agus do bhádar a gcámhuill dó-áirimh mar an ngaineamh ar tráigh na fairrge ar iomadamhlacht.

* Caib. 6. 33.

13. Agus a nuair táinic Gideon, féuch do bí duine dinnis aisling dá ċompánach; agus a dubhairt, féuch, do ċonnairc mé aisling, agus féuch, táinic bairghin arán eórna a measc sluaigh Midian, agus táinig go pailliun áirithe, agus do bhuail é nó gur thuit sé, agus do theilg bun os cionn é, gur sín é ar an ttalamh.

14. Agus do fhreagair a companach é, agus a dubhairt, ni ní ar bith oile so ach cloidheamh Ghideon mic Ioas, duine do Israel, óir thug Dia Midian iona láimh, agus an slúagh uile.

15. Agus is amhluidh do bí a nuair do ċúala Gideon innisin na haislinge, agus a heidirmhiniughadh, go ndearna adhradh, agus gur iompóigh go slúagh Israel, agus go ndubhairt, éirghidhe, óir ṫug an Tighearna slúagh Midian ann bhur láimh.

16. Agus do roinn sé na trí ċéd fear a ttrí ccuideachtaibh, agus do ċuir stoc a láimh gach áonduine maille re soiṫighibh folmha, agus tóirsidha annsna soiṫighibh.

17. Agus a dubhairt ré niu, féuchaidh ormsa, agus déanaidh mar an gcéadna: agus féuch, a nuair thiocfas mé táob amuigh don ċampa, is amhluidh bias, mar

do ḋéna miſi, iſ mar ſin do ḋén-
taoiſe.
18. A nuair ſeidfioſ miſi ſtoc, mé
féin agus a bhfuil am ḟoċair, ann ſin
ſeidiġiſi na ſtuic mar an gcéadna ar
gaċ taoiḃ don ċampa, agus abraiḋ
[ cloiḋioṁ ] an Tiġearna agus Ghi-
deon.
19. Maſin táinic Gideon, agus
an céad do bhi na ḟoċair don taoḃ amuiġ
don ċampa a ttoſaċ na faire meadhonaiġ;
agus ni mó ná gaoid roiṁe do ċuireadar
a bhfaire amaċ, agus do ſeidiodar na
ſtoic, agus do bhriſiodar na ſoitiġe
do bhi na láṁaiḃ.
20. Agus do ſeideadar na tri
cuideaċa na ſtuic, agus do bhriſiodar
na ſoitiġe, agus do ċongḃadar na
tóirſeaċa iona láṁaiḃ clé, agus na
ſtuic iona láṁaiḃ deaſa ċum ſeidte:
agus do ġáireadar, cloiḋeaṁ an Tiġearna
agus Ghideon.
21. Agus do ſheaſ gaċ duine na
áit féin timcioll an ċampa, agus do
ritiodar an ſluaġ uile, agus do
éiġmiodar, agus do teitiodar.
22. Agus do ſeidiodar na tri
céad na ſtuic, agus diompóiġ an * * Iſa. 9. 4.
Tiġearna cloiḋioṁ gaċ éan duine diob
a naġaiḋ a ċompánaiġ ar ḟad an ċampa
uile: agus do teit an ſluaġ go Bet-
ſitah an Sererat, agus go teórainn
Abel-meholah go nuige Tabbat.
23. Agus do ċruinniġeadar muintir
Iſrael iad féin a ccionn a céile aſ Nap-
tali, agus Mhanaſſeh uile, ⁊ do le-
nadar a ndiaiġ na Madianaċ.
24. Agus do ċuir Gideon teaċta
ar ḟeaḋ ſléibe Ephraim, ga ráḋ, ti-
giḋ a nuas a naġaiḋ na Madianach,
agus gabaiḋ rompa na huiſgiḋe go
Bet-barah, agus go Iordan. Ann ſin
do ċruinniġeadar muintir Ephraim iad
féin a ccionn a céile, agus do ga-
badar na huiſgiḋe go Bet-barah,
agus go Iordan.
25. Agus do gabadar * diaſ do * Pſal. 83. 11. Iſa. 10. 26.
phrionnſaiḃ na Madianaċ, Oreb agus
Seeb; agus do ṁarḃadar Oreb ar
ċarraig Oreb, agus do ṁarḃadar
Seeb a ccantaoir ḟiona Sheeb: agus
do lenadar Madian, agus tugadar
Cinn Oreb agus Sheeb leó go Gideon
don taoiḃ eile do Iordan.

## CAIB. 8.

AGus a dubradar fir
Ephraim ris, créd é an
ni ſo do rinne tú orrainn, naċ
ar ġoir tú orrainn a nuair do
ċuaiḋ tú ris na Madianaiḃ? agus do
ċáineadar é go géar.
2. Agus a dubairt ſeiſion riu,
créd do rinne mé a nois a gcoimmeas riḃ-
ſi? a né naċ fearr dioġluim ċaor
Ephraim nó cruinniuġaḋ iomlán ċaor
Abiezer?
3. Thug Dia ann bhar láṁaiḃſi
Phrionnſaiḋe Madian, Oreb agus
Seeb, agus créd do ḟéad miſi déanamh
a gcomórtas riḃſe? ann ſin do laġduiġeaḋ
a bhfearg ris, a nuair a dubairt ſé
ſin.
4. Agus táinic Gideon go Iordan,
agus do ċuaiḋ ſé tairis, é féin agus
na tri ċéad fear do bhi na ḟoċair,
(agus iad) cortta, giḋeaḋ dá len-
munaſion.
5. Agus a dubairt ſé ré muintir
Shuccot, guiḋim ſiḃ tugaiḋ bairġiona
aráin don muintir lenus mé, óir
atáid ſiad cortta, agus atáim ag
tóruiġeaċt a ndiaigh Shebah agus
Shalmuna, Riġte Madian.
6. Agus a dubradar prionnſaiḋe
Shuccot, an bhfuil láṁa Shebah agus
Shalmuna anoiſ ad láiṁſi as a ttiubra-
maois arán dot ſluaġ?
7. Agus a dubairt Gideon, uime ſin * 1 Riogh. 25.
a nuair bheras an Tiġearna Sebah
agus Salmuna am láiṁſi, ann ſin
reubfa mé bhar bfeoilſe le dealguiḃ,
agus lé dreaſuibh an ḟáſ-
uigh.
8. Agus do ċuaiḋ ſé ſuas aſ
ſin

sin go Penuel, agus do labhair riu mar an gcédna agus do fhreagradar muintir Phenuel é, mar do fhreagradar muintir Shuccot.

9. Agus do labhair sé mar an gcéd-na ré muintir Phenuel, gá rádh, a nuáir thiocfas mé a ris a siothcháin, brisfe mé an torso sios.

10. Anois do bhí Sébah agus Salmunna ann Carcor, agus a sluágh na bfochair, timchioll chúig mile dég fear, an méid do fágbhadh do sluághaibh chloinne a noirthir uile: óir do thuit diobh céad ar fichid mile fear do tar-rang cloidheamh.

11. Agus do chuáidh Gideon súas ansa tslighe láimh ris an lucht áitreg-bhus a lóistinibh ar an ttaóibh soir do Nóbah, agus do Iogbehah, agus do bhuail sé an sluágh: óir do bhí an sluágh neamhchoimhéadach.

12. Agus a nuáir do teith Seba agus Salmunna, do lean sé iad, agus do ghabh sé dá Righ Midian, Sébah, agus Salmunna, agus do chlaóidh sé an sluágh uile;

13. Agus diompóigh Gideon mac Ioas ón chath sul do éirigh grian,

14. Agus rug sé ar ógánach do mhuintir Shuccot, agus dfiafruigh scéula de: agus do scriobh sé dó prionnsaidhe Shuccot, agus a sinnsir, eadhon seacht bfir dhéug ar thri fichid.

15. Agus táinic sé go muintir Shuccot, agus a dubhairt féchaidh Sé-bah agus Salmunna, lé ndearnabhair magadh oramsa, dá rádh, an bfuilid lámha Shébah agus Shalmunna a nois ann do láimhsi, as a ttiubhramaóisne arán dot mhuintir atá curtha?

16. Agus do ghlac sé sinnsir na cathrach, agus droighion an fhásaigh, agus driseóga, agus do mhúin sé muintir Shuccot léo sin.

* 1 Righ. 12. 25.

17. Agus do bhris sé sios tor * Phenuel, agus do mharbh sé muintir na cathrach.

18. Ann sin a dubhairt seision re Sébah agus re Salmunna, cred an tsamhuil dhaoine an lucht do mharbhabhair a tTábor? agus do fhreagradarsan, gá rádh, daoine mar atá tusa is marsin do bhádarsion, gach aon diob a ccosamh-lacht chloinne Righ.

19. Agus a dubhairt seision, dob iadsin mo dhearbhráithresi, mic mo mháthar: mar tá an Tighearna béo, da sábhaladh sibh béo iad sin, ni mharbhfinn sibhsi.

20. Agus a dubhairt seision lé Ieter a chéidghin, éirigh súas, marbh iad: ach nior tharrruing an tóga-nach a chloidhiomh: óir do bhí eagla air, do bhrigh go raibh fós na ógánach.

21. Ann sin a dubhairt Sébah agus Salmunna, éirigh féin, agus marbh sinn: óir mar bhios an duine, is mar sin bhios a neart. Agus déirigh Gideon, agus do mharbh Sébah agus Salmunna, agus rug leis na neithe dheaghmaiseacha do bhí ar bhraghaidibh a ccámall.

22. Ann sin a dubhradar muintir Israel ré Gideon, riaghluighsi ós ar ccionne, araon tú féin, 7 do mhac, 7 mac do mhic mar an gcédna: óir do sháor tú sinn ó láimh Mhidian.

23. Agus a dubhairt Gideon riu, ni riaghlochaidh misi ós bhur ccionn; ni mó riaghlochus mo mhac ós bhur gcionn: sé an Tighearna riaghlochus ós bhur ccionn.

24. Agus a dubhairt Gideon riu, diarrfuinn impidhe oraibh, go ttugadh gach áon agaibh dham cluasfáinnidhe a sdála: óir do bhádar fáinnidhe óir aca ar a gclúasaibh, do chionn gur bhudh Ismaelitigh iad.

25. Agus do fhreagradarsan é gá rádh, do bhérum uainn iad go toiltea-nach; agus do shingedar sdoach, agus do theilgedar ann, gach aon fa leith, cluasfáinnidhe a sdála.

26. Agus dob é comthrom na ccluasfáinnedh óir diarr sé orra, mile agus seacht gcéd secel óir, táobh amuigh do dheaghmaisibh, agus do coilearaibh, agus do éadach purpuir, noch do bhí ar Rightibh Midian, agus taobh amuigh do na slabhraghaibh do bhí fa bhraghaidibh a gcámall.

27. Agus do rinne Gideon Ephod de sin, agus

riú, an dtréigfinnsi mo ṁillsean, agus mo ṫoraḋ maiṫ, agus dul dom árduġaḋ ós cionn na gcrann?

12. Ann sin a dubradar na crainn ris an bfinemhuin, tárrsa, agus riaġluiġ ós ar gcionn:

13. Agus a dubhairt a nfinemhuin riú, an bfuigfinnsi mfíon, noċ sólásuiġeas Dia agus daoine, agus dul dom árduġaḋ ós cionn na ccrann?

14. Ann sin a dubradar na crainn oile ris an bfáirdris, tárrsa, agus riaġluiġ ós ar gcionn.

15. Agus a dubhairt an nfáirdris ris na crannuiḃ, má ungṫaói misi dá ríriḃ am Riġ oruiḃ, annsin tigiḋ, agus cuiriḋ bur ndóiġ ann mo sgáile: agus muna ndeárnṫuiḋe, tigeaḋ teine as an bfáirdris agus loisgeaḋ sí Céduir Lebanon.

16. Anois ar a nadbharsin, má rinneabhair se go hiomċubaiḋ, agus fo firinneaċ a ndénam Riġ do Abimeleċ, agus má rinne go maiṫ ar Ierubbaal sib, agus ar a ṫiġ, agus go ndeárnabhair ris do réir mar do ṫuill a láma:

17. (Oir do ṫroid maṫairse ar bur son, agus do ċuir a anum a nguais móir, agus do ṫárrtuiġ sé sib as láim Mhidian:

18. Agus déirġebhairse súas a naġaiḋ ṫiġe maṫar sa a niuġ, agus do ṁarbabhair a ċlann, deiċneabhar agus trí fiċċid ar aonċloiċ amháin, agus do rinneabhair Riġ do Abimeleċ mac a banóglaiċ ós ċionn muintire Schechem, do ċionn gur bé bur ndeárbraṫair é)

19. Má rinneabhair mar sin go hionraic firinneaċ a niuġ re Ierubbaal, agus re na ṫiġ, ainnsin gáirdigidhsi ann Abimelech, agus gáirdigeaḋ seision ionnuibhsi mar an gcéadna.

20. Ach muna ndearnabhair, tigeaḋ teine amaċ ó Abimelech, agus loisgeaḋ sí muintir Schechem agus tiġ Mhillo; agus tigeaḋ teine amaċ ó ṁuintir Shechem, agus as tiġ Mhillo, agus loisgeaḋ sí Abimeleċ.

21. Agus do imṫiġ Iotam roime, agus do ṫeiċ sé, ⁊ do ċúaiḋ go Beer, agus do rinne sé comnuiġe annsin, ar eagla Abimelech a dearbraṫar.

22. A nuair do bí Abimelech trí bliaḋna na Riġ ós cionn Israel:

23. Ann sin do ċuir Dia droiċspiorad eidir Abimelech, agus muintir Schechem, agus do rinneadar muintir Schechem feall ar Abimeleċ.

24. Ionnus go ttiocfaḋ an díbfeirg do rinneaḋ ar an ndeiċneabhar, agus trí fiċid mac Ierubbaal, agus go luiġfeaḋ a bfuil air Abimelech a ndearbraṫair, noċ do ṁarb iad, agus ar muintir Schechem noċ do ċuidiġ leis a marbaḋ a dearbraṫar.

25. Agus do ċuireadar muintir Schechem dáoine a luiġeaċán air, ar ṁulluiġib na sliab, agus do sladadar a ttáinig láim riú san tsliġe, agus do hinnseaḋ sin do Abimelech.

26. Agus tainic Gaal mac Ebed gona dearbráiṫriḃ, agus do ċuaiḋ sé anonn go Schechem, agus do ċuireadar muintir Shechem a ndóiġ ann.

27. Agus do ċúadar amaċ annsna macairiġib, agus do ċruinniġeadar a bfinemhuin, agus do bruiġeadar na cáora, agus do bádar go subach, agus do ċuadar asteaċ go tiġ a ndé, agus duádar agus díbeadar, agus do ṁalluiġeadar Abimeleċ.

28. Agus a dubhairt Gaal mac Ebed, Ciá hé Abimelech, agus cia hé Schechem as a ndlighmáoisne seirbhis dó? naċ é mac Ierubbaal é, agus Sebul a oifigeaċ? déanuiḋ seirbhis do ṁuintir Hamar aṫar Schechem: óir créd fá ndlighmaoisne seirbhis dósan?

29. Agus do b'fearr liom go mbeidis na dáoinesi fáoi mo láimse, ann sin do áiṫrioċuinn Abimelech: agus a dubhairt sé re Habimelech, meuduiġ do ṡluáġ agus tárr amaċ.

30. Agus a nuair do ċuala Sebul uaċtaran na caiṫreaċ briaṫra Ghaal mic Ebed, do las a ḟearg.

31. Agus do ċuir teaċta go Habimeleċ go foluiġeaċ, ga ráḋ, féuc ṫáinig Gaal mac Ebed, agus a dearbraiṫre go Schechem, agus féuc

atáid ag daingniuġaḋ na caiṫreċ a ṫaġaiḋsi.

32. Anois ar a naḋḃarsin bí suas san noiḋċe tú féin agus na daoine atá ad ḟoċair, agus bí a luiġeaċán ann sa maċaire:

33. Agus is amlaiḋ biaś, ar maidin comluaṫ is éireoċus an ġrian, go néireoċaiḋ tusa go luaṫ, agus ionnsuiġ an ċaṫair, agus féuch a nuair ṫiocfas seision, agus na daoine atá na ḟoċair amaċ a ṫaġaiḋ, ansin féudfaiḋ tú a ḋéanam riú mar ġébas tú cuis.

34. Agus do éirigh Abimelech suas agus a uile ḋaoine do bí na ḟoċair san noiḋċe, agus do ċuireadar luiġeaċán ar Schechem a cceiṫre ċuideaċta.

35. Agus do ċuaiḋ Gaal mac Ebed amaċ, agus do ṡeas a ndoras ġeata na caiṫreċ, agus do éirigh Abimelech suas, agus an muinntir do bí na ḟoċair as a luiġeaċán.

36. Agus a nuair do ċonnairc Gaal na daoine, a dubhairt sé re Sebul, féuċ atáid daoine ag teaċt a nuas ó ṁullaċ an tsléibe: agus a dubhairt Sebul ris, do ċí tú scáile na sliab mar ḋaoine.

37. Agus a dubhairt Gaal ris, agus do labhair, féuċ atáid daoine ag teaċt a nuas tríd lár a nfearainn, agus cuideaċta oile ag teaċt tríd réiteaċ Meonenim.

38. Ann sin a dubhairt Sebul ris, cáit a bfuil do ḃéul anois le a ndubhairt tú; cia hé Abimelec as a ndéanmaoisne seirbhís dó? né nac iad so na daoine do ṫarcuisnigh tú: gluais tú, éirigh anois, agus troid riú.

39. Agus do ċuaiḋ Gaal amaċ roimhe muinntir Schechem, agus do ṫroid sé re Abimelec.

40. Agus do ruaig Abimelech é, gur teiṫ roimhe, agus do marbaḋ, agus do loiteaḋ mórán go nuige dóirse an ġeata.

41. Agus do aiṫreib Abimelech ann Arumah; agus do teilg Sebul Gaal agus a ḋearbraiṫre amach, ionnus nac ainaidís comnuiġe a Schechem.

42. Agus tárla air na ṁáraċ, go ndeaċadar an pobal amaċ san maċaire, agus do innsiodar so do Abimelec.

43. Agus do ġlac sé an pobal, agus do roinn sé iad a ttrí cuideaċta, agus do ċuir luiġeaċán sa maċaire, agus do ḋearc sé, agus féuċ tangadar na daoine amaċ as an gcaiṫrig, agus d'éirigh seision suas na naġaiḋ, agus do buail sé iad.

44. Agus do ṫiomáin Abimelech, agus an muinntir do bí na ḟoċair ar a naġaiḋ, agus do seasadar a ndoirsi ġeata na caiṫreċ; agus do riṫeadar an dá cuideaċta oile ar a raib do ḋaoinib ar an maċaire, agus do marbadar iad.

45. Agus do ċaṫaig Abimelech a naġaiḋ na caiṫreċ ar feaḋ an laoi sin, agus do bris sé sios an ċaṫair, agus do ṡiolċuir sé í le salann.

46. Agus a nuair do ċualadar muinntir ṫúir Schechem uile an ní sin, do ċuadar a steaċ a ndaingion tiġe an dé Berit.

47. Agus do hinnseaḋ do Abimelec gur ċruinniġeadar muinntir ṫúir Schechem uile a gcionn a ċéile.

48. Agus do ċuaiḋ Abimelech suas ansa tsliab Salmon, é féin agus na uile ḋaoine da raib na ḟoċair; agus do ġlac Abimelech tuaġ na láiṁ, agus do ġearr sios beangán do na crannaib, agus do ġlac, agus do ċuir ar a ġualainn é, agus a dubhairt ris an bpobal do bí na ḟoċair, an ní do ċonncabhair agamsa dá ḋéanam, luaṫuiġiḋ, agus déanaiḋ mar do rinne misi.

49. Agus do ġearradar an muinntir oile uile mar an gcéadna gaċ aon duine aca a beangán féin, agus do leanadar Abimelech, agus do ċuir sé cum an daingin iad, agus do ċuir an daingean tré teiniḋ orra: ionnus gur éagadar mar an ccéadna muinntir ṫúir Schechem uile timċioll míle fear agus bean.

50. Ann sin do ċuaiḋ Abimelech go Tebes, agus do ṡuiġ sé campa ar aġaiḋ Thebes, agus do ġab sé í.

51. Ach do bí tor daingion a stiġ

san

san ngcaṫraiġ, aguṡ do ṫeiṫiodar na fir aguṡ na mna uile an ṡin, aguṡ luċ na caṫraċ uile, aguṡ do ḋruidedar na ndoiriġ, aguṡ do ċuadar ṡuas ar ṁullaċ an tuir.

52. Aguṡ ṫáinic Abimelech go nuige an tor, aguṡ do ċaṫaiġ na aġaiḋ, aguṡ do ċuáiḋ a ngar do ḋorus an tuir dá loscaḋ le teiniḋ.

53. Aguṡ do teilg ben áirigh * bloḋ do ċloiċ ṁuilinn ar ċenn Abimelech, aguṡ do ḃris si a ċloigionn uile.

* 2 Sam. 11. 21.

54. Ann sin do ġoir sé go luaṫ ar a ógánach do iomċraḋ a ġaisge, aguṡ a duḃairt sé ris, tarraing do ċloiḋeam aguṡ marḃ mé, ċor nach aibeoraid daóine riom, do ṁarḃ ben é; aguṡ do ṡáiṫ an tógánach triḋ go bfuáir sé bás.

55. Aguṡ a nuair do ċoncadar clanna Israel gur marḃaḋ Abimelech dimṫiġedar gach duine díoḃ dá áit féin.

56. Mar so do ċúitiġ Dia olc Abimelech, noċ do rinne ar aṫair, ag marḃaḋ a ṡeaċtmoġad derbhraṫhar féin.

57. Aguṡ do ḟill Dia uile ṁuintire Schechem uile ar a gcennaiḃ féin: aguṡ ṫáinic mallaċt Iótam ṁic Ierubbaal orra.

---

C a i b. 10.

Aguṡ tar éis Abimelech, ḋéiriġ do ċumdaċ Israel Tola mac Puah ṁic Dodo, do ṫreiḃ Issachar, aguṡ do áitreḃ sé a Sámir a sliaḃ Ephraim.

2. Aguṡ do ḃreiṫeaṁnaiġ sé Israel trí bliaġna ficċiod, aguṡ fuáir sé bás, aguṡ do haḋlaiceḋ a Sámir é.

3. Aguṡ na ḋiaiġ sin ḋéiriġ Iáir Gileditech, aguṡ do ḃreiṫeaṁnaiġ Israel dá bliaġain aguṡ ficċe.

4. Aguṡ do ḃádar trioċad mac aige do nioḋ marcuiġeaċt ar ṫrioċad bromać Assal, aguṡ do ḃádar triocad caṫraċ aca, da ngoirtear Habotláir gus a niuġ, noċ atá a ttír Ghileaḋ.

5. Aguṡ fuáir Iáir bás, aguṡ do haḋlaiceḋ é a Gcamon.

6. Aguṡ * do riṅġedar clann Israel olc a ḟiaḋnuise an Tiġerna, aguṡ do aḋradar Báalim, aguṡ Astároṫ, aguṡ dée Siria, aguṡ dée Sidon, aguṡ dée Moab, aguṡ dée ċloinne Ammon, aguṡ dée na Bhfilistineaċ; aguṡ do ṫréigiodar an Tiġerna, aguṡ ni ḋernadar seirbis dó.

* Caib. 2. 11. & 3. 7. & 4. 1. & 6. 1. & 13. 1.
* Caib. 2. 13.

7. Aguṡ do ḃí ferg an Tiġerna ar lasaḋ a naġaiḋ Israel, aguṡ do reic sé iad a láṁaiḃ na Bhfilistineaċ, aguṡ a láṁaiḃ ċloinne Ammon:

8. Aguṡ do ḃuaiḋriodar aguṡ do ḃrúiġedar clann Israel an ḃliaḋainse, oċt mbliaḋna déug clann Israel uile, do ḃí don taóiḃ oile do Iordan, a nduṫaiġ na Namoritech, noċ atá a Ngileḋ.

9. Os a ċionn sin, do ċúadar clann Ammon tar Iordan do ċaṫuġaḋ mar an gcédna a naġaiḋ Iudah, aguṡ a naġaidh Bheniamin, aguṡ a naġaidh tiġe Ephraim: ionnus gur tugaḋ Israel a gcumgach ṁór.

10. Aguṡ ḋéiġmedar clann Israel ċum an Tiġerna, ġa ráḋ, do peacuiġeamairne aḋ aġaiḋ, do ċionn gur ṫréigiomar ar nDia féin, aguṡ gur aḋramar Báalim mar an gcédna.

11. Aguṡ a duḃairt an Tiġerna re cloinn Israel, nać ar ṡaor misi siḃ ó na Hegiptiḃ, aguṡ ó na Hamoritiḃ, aguṡ ó ċloinn Ammon, aguṡ ó na Philistinib?

12. Do ḃrúiġedar mar an gcédna na Sidonianiġ, aguṡ na Hamalecitiġ, aguṡ na Maonitiġ siḃ, aguṡ do sgreadabair orṁsa, aguṡ do ṡaor mé siḃ as a láṁaiḃ.

* Deut. 32. 15. Ierem. 2.13. 13. * Gidheadh do thréigeabhar mé, agus do adhradhbhar deé oile: uime sin ni tártoċa mé feasda sibh.

14. Eirgidhe, agus sgreadaidh ar na deéib, noċ rugabhar do roghain; saoraidis sibh a naimsir bhur ttrioblóide.

15. Agus a dubhradar clann Israel ris an Tighearna, do pheacuigheamar, dénadh rinn mar do ċitear dhuit féin, amáin guidhmid thú sinn a niugh.

16. Agus do ċuireadar uatha na deé coimhigheaċa ó beith na measc, agus dadhradar an Tighearna: agus do bhi doilghios air a anum san tré bhoċtuighe Israel.

17. Ann sin do ċruinnigheadar clann Ammon a ccenn an ċeile, agus do rinnedar campa a Ngilead; agus do ċruinnigheadar clann Israel iad féin a gcionn a ċéile, agus do rinnedar campa a Mispeh.

* Caib. 11.8. 18. Agus a dubhradar daoine agus prionnsuidhe Ghilead re ċéile, cia hé an fear thoiseochus catughadh a naghaidh ċloinne Ammon? * biaidh sé na ċenn ar dhúthchusaibh Ghilead uile.

CAIB. 11.

* Eabhr. 11. 32. ANois do bhi * Iephtah an Gileaditeċ na dhuine neartmhar a mbeódhas, agus bá mac meirdrighe é; agus sé Gilead do ghein Iephtah.

2. Agus do rug bean Ghilead mic dó, agus do fhásadar na mic súas, ⁊ do theilgeadar amaċ Iephtah, agus a dubhradar ris, ni bhfuighe tú oighreaċt a ttigh ar nathairne, oir is mac mná coimhithigh thú.

3. Annsin do theith Iephtah ó na dhearbhráithribh, agus dháitigh sé a gcrích Thob: agus do ċruinnigheadar daoine ċum Iephtah, agus do chuadar leis amach.

4. Agus tárla a ccionn aimsire, go ndeárnadar clann Ammon cogadh a naghaidh Israel.

5. Agus is amhluidh bhi, a nuair do rinnedar clann Ammon cogadh a naghaidh Israel, go ndeaċadar sinsir Ghilead do thabhairt Iephtah ó thír Thob.

6. Agus a dubhradar re Iephtah, tárr, agus bi ad ċaiptin orruinn, go ndéanmaois troid re cloinn Ammon.

7. Agus a dubhairt Iephtah re sinsioruibh Ghilead, nach ar fhuathuigheabhar mé, agus nár dhíbreabhar mé as tigh máthar? agus creud fá ttiucfadh sibh chugam a nois a nuair atáthaoi a geumhgaċ?

8. Agus dubhradar sinsir Ghilead re Iephtah, uime sin do filleamar ċugad anois, chor go rachthá linn, ⁊ go ttroidfeá a naghaidh ċloinne Ammon, agus go mbeitheá ad ċeann orruinn aitreabhach Ghilead uile:

9. Agus a dubhairt Iephtah re sinsioruibh Ghilead, má bheirthi misi arais, do throid a naghaidh na Nammoniteċ, agus go ttoirbheórhaigh an Tighearna romham iad; an mbia mé am ċeann orruibh?

10. Agus a dubhradar sinsir Ghilead re Iephtah, bíodh an Tighearna dfiaghnuise eadroinn, muna ndeánam sin, do réir do bhriathar sa.

11. Ann sin do ċuaidh Iephtah lé seanoiribh Ghilead, agus do rinnedar an pobal ceann agus Caiptin de ós a ccionn, agus do labhair Iephtah a bhriathra uile a latháir an Tighearna a Mispeh.

12. Agus do ċuir Iephtah teachta go Righ ċloinne Ammon, gha rádh, creud atá agad ré a dhénamh riomsa, as a ttáinic tú am aghaidh do throid riom ann mo dhúithċe féin?

* Uibhre 21. 13. 13. Agus do fhreagair Righ ċloinne Ammon teachta Iephtah, do ċionn gur bhean Israel mo * dhúithċe díomsa a nuair thangadar a nios as an Négipt ó Arnon go nuige Iabboc, agus go nuige Iordan; anois air a nadhbharsin aisig na fearuinnsin go siothcánta.

14. Agus

14. Agus do ċuir Iephtah teachta
úadh a ris go Rígh cloinne Ammon.
15. Agus a dubhradar ris, is
marso a deir Iephtah, níor bean
* Israel dúiṫċe Mhóab amach nó
dúiṫċe cloinne Ammon.
16. Acht a núair táinic Israel a
níos ó Égipt, agus do siubhail
trid an bhfásach gus an muir rúaidh,
agus tangadar go Cádes:
17. Ann sin do ċuir * Israel teachta
go Rígh Edom, gá rádh, guidhim thú,
léig dam gabháil trid do dúiṫċe: as
níor báill le Rígh Edom éisdeacht ris sin;
agus ar an modh gceudna do ċuir go
Rígh Mhóab, agus níor aontuigh sei-
sion; agus do fosaidh Israel a
gCádes.
18. Ann sin do gluáisiodar tar fad
trid a bhfásaċ, agus do ṫimċiollaḋar
dúiṫċe Edom, agus dúiṫċe Mhóab,
agus tangadar táobh ó ḋeas do dúi-
ṫċe Mhóab, agus do ṡuigheadar don
táobh oile do Arnon, acht ní ṫanga-
dar táobh a stigh do ṫeórainn Mhóab:
oir budh é Arnon * bruaċ Mhóab.
19. Agus do ċuir Israel * teachta
go Sihon Rígh na Namoriteach, Rígh
Hesbon, agus a dubhairt Israel ris,
guidhim thú, léig dhúinn gabháil trid ṫalaṁ
dom áit féin.
20. Acht níor ṫáobh Sihon Israel
do ġabháil tré na ċosta: acht do
ċruinnigh Sihon a dhaoine uile a bfoċair a
ċéile, agus do rinne sé foslungfort
ann Iahas, agus do ṫroid sé a nagaidh
Israel.
21. Agus tug an Tighearna Dia
Israel Sihon agus a dhaoine uile a láimh
Israel, agus do buaileadar iad: mar sin
do ṡealbhuigh Israel iomlán dúiṫċe na
Namoriteach dúṫċusaigh na tíre
sin.
22. Agus do ṡealbhuigheadar * cósta na
Namoriteach uile, ó Arnon go nuige
Iabboc, agus ó nfásaċ tar fad go nuige
Iordan.
23. Marsin anois do dhíbir an Ti-
ghearna Dia Israel na Hamoritigh roimhe
a pobal Israel, agus nar ċóir dhuitsi
a ṡealbhughadh?
24. Nać sealbhoċaidh tusa an ní
noċ do beir do dhia Chemos dhuit re
ṡealbhughadh? mar sin giodh bé ar bith
ċuirfeas ar Tighearna Dia féin amaċ
romhainne, sealbhoċam iad.
25. Agus * anois an feárr thusa
ná Balac mac Sippor Rígh Mhóab?
nar ċur sé riám a nagaidh Israel, nó
nar ṫroid sé na naghaidh a riam?
26. An fad do rinne Israel comhnui-
ghe ann Hesbon agus iona bailtibh, agus
ann Aroer agus iona bailtibh, agus
annsna caiṫreachaibh uile atá sínte re
cóstaibh Arnon trí ċéad bliadhan? cred-
uime nar bhenabhar amaċ iad ar a
bfadsin?
27. Ar a nadhbharsin, níor ċion-
taigh misi ad aghaidh, as is tusa atá
ag dénam ecciora orumsa, ag catu-
ghadh am aghaidh: biaidh an Tighearna
na breiṫeamh, na breiṫeamh a niugh idir cloinn
Israel, agus cloinn Ammon.
28. Acht ċeana níor éist Rígh
cloinne Ammon re briaṫraibh Iephtah,
noċ do ċuir sé ċuige.
29. Ann sin ṫáinic spiorad an Ti-
ghearna ar Iephtah, agus do ċuaidh sé
tar Ghilead anonn, agus tar Mha-
nasseh, agus do ċuaidh tar Mhispeh
Ghilead, agus ó Mhispeh Ghilead do
gluáis sé tairis go cloinn Ammon.
30. Agus tug Iephtah móid don
Tighearna, agus a dubhairt, má beir
tú gan faillighe clann Ammon am
láimsi:
31. Ann sin is amhluigh biás, giodh bé
ní ṫiucfas amaċ as doirsibh mo
ṫighe do ṫeagmháil orm, an tan fillfeas
mé a siotċáin ó ċloinn Ammon, budh leis
an Tighearna é go deimhin, agus iodbo-
raidh mé súas é mar ofráil loisge.
32. Marsin do ċuaidh Iephtah
ṫairis go cloinn Ammon do ṫroid na na-
ghaidh, agus tug an Tighearna ann a
láimh iad.
33. Agus do búail sé iad ó Aroer
nó go ttí tú go Minnit, fiċe ca-
ṫrach, agus go réiteach na bfíneamhnach
maille

* Deut. 2. 9.
* Uibhir. 20. 14.
* Uibhir. 21. 13. & 22. 36.
* Deut. 2. 26.
* Deut. 2. 36.
* Uibhir. 22. 2.
* Deut. 23. 4.
Ios. 24. 9.

maille ré háṫ mór: mar so do claóí-
ḋeaḋ clann Ammon roiṁe cloinn Israel.
34. Agus táinic Iephtah go Mis-
peh dá tiġ, ⁊ feuċ, táinic a inġean amaċ
do teagṁáil ris maille re ceol agus re
damhsaiġiḃ: agus dob isi a h-aoinġein, ni
raiḃ mac ná inġean aige aċ í.
35. Agus tárla a nuáir do ċonnaic
sé í, gur reub sé a éadaċ, agus go
ndubairt sé, uch a inġean, do ḃriġ
tú síos mé, agus is aon don droing
buaiḋrios mé tú; óir dfosguil mé mo
ḃeul don Tiġearna, ⁊ ní fédaim dul ar ais.
36. Agus a dubairt sisi ris, a a-
ṫair má dfosguil tú do ḃeul don Tiġ-
earna, déna riomsa do réir an neiṫe
táinic amaċ as do ḃeul; do ċionn go
ndearnaiḋ an Tiġearna dioġaltas ar
do ṡonsa ar do naimde ar ċloinn Ammon.
37. Agus a dubairt sí le na ha-
ṫair, déantar an ní so ar mo ṡonsa,
léigṫear dam dá ṁí, go nimtiġ mé
síos agus suas feadh na sliaḃ, agus
go gcaóine mé moġaḋas, mé féin a-
gus mo ċompánaiġ.
38. Agus a dubairt seision riu,
imtiġ, agus do ċuir sé uaḋ í go cionn
dá ṁíos: agus do imtiġ sisi maille
ré na companaċaiḃ, agus do ċaóin
a hóġaċas ar na sléiḃtiḃ.
39. Agus tárla a gcionn dá ṁíos
gur fill sí ċum a haṫar, noċ do
rinne ria do réir mar do ṁóidiġ sé:
agus ní raiḃ fios fir aice: agus
do ḃí na ġnáṫ a Nisrael,
40. Go nimtiġdís inġeana Israel
go bliaḋanaṁail do ċaóineaḋ inġine
Iephtah an Gileaditeach ceiṫre lá san
mbliaḋain.

## CAIB. 12.



Agus do ċruinniġeadar fir
Ephraim iad féin a gcionn
a céile, agus do ċuadar
buḋ ṫuáiġ, agus a dubra-
dar re Iephtah, cred fa
ndeaċaiḋ tusa anonn do ṫroiḋ a na-
ġaiḋ ċloinne Ammon, agus nar ġoir
tú orainne do dul leat; loisgfeam do
tiġ ar do muin le teine?
2. Agus a dubairt Iephtah riu, do
ḃí misi agus mo ḋaóine a naimréiḋe
móir ré cloinn Ammon, agus a nuáir
do ġoir mé oraiḃsi níor ṡaóraḃair
as a láṁaiḃ mé.
3. Agus a nuáir do ċonnairc misi
nár ṡáortabaiḃ mé, do ċuir mé ma n-
um am láim, agus do ċuáiḋ mé anonn
a naġaiḋ ċloinne Ammon, agus do ṫoir-
bir an Tiġearna am láim iad; uime
sin cred fá ttigṫíse suas ċugam
a niuġ do ṫroiḋ am aġaiḋ.
4. Ann sin do ċruinniġ Iephtah muin-
tir Ghilead uile a gcionn a céile, a-
gus do ṫroiḋ sé lé hEphraim: a-
gus do ḃuáileadar muintir Ghilead
Ephraim; do ḃriġ go ndubradar, siḃ-
si a Ghileaditeaċa as teiṫiġe siḃ ó
Ephraim, a measc na nEphraimiteach,
agus a measc na Manassiteach.
5. Agus do ġabadar na Gileadi-
tiġ áṫa na Iordan ar na hEphraimite-
ċaiḃ: agus is amlaiḋ bí, a nuáir a
deirdís na hEphraimitiġ do ċuaiḋ as,
léig dam dul anonn; go nabradh muin-
tir Ghilead ris, an Ephraimiteach tú?
dá nabradh seision, ní headh.
6. Ann sin a deirdís ris, abair a-
nois, Schibbolet: agus a deiradh sei-
sion, Sibbolet: óir níor fédh sé a
ċanmain go ceart. Ann sin do ġaba-
dar é, agus do marḃadar é ag áṫa-
naiḃ Iordan: agus do ṫuit ann sa nam-
sin do na hEphraimiteaċaiḃ dá míle a-
gus dá ficciod.
7. Agus do ḃreaṫnaiġ Iephtah Israel
sé bliaḋna: ann sin fuáir Iephtah an Gil-
eaditeaċ bás, agus do haḋlaiceadh
é a náon do caiṫreaċaiḃ Ghilead.
8. Agus na diaiġ sin do ḃí Ibsan
ó Bhetelem na ḃreiṫeaṁ ar Israel.
9. Agus do ḃádar triocad mac
aige, agus triocad inġean, noċ do
ċuir sé amaċ uaḋ, agus tug sé
triocad inġean a steaċ ċuige dá ma-
caiḃ, agus do ḃí na ḃreiṫeaṁ a Ni-
srael seaċt mbliaḋna.
10. Ann sin fuáir Ibsan bás, agus
do haḋlaiceaḋ a mBetelem é.

11. Agus

11. Agus na ḋiaiġ sin do bi Elon an Sebulonitech na ḃreitem ar Israel, agus do riṅe breitemnus ar Israel deiċ mbliaḋna.

12. Agus fuáir Elon an Sebulonitech bás, agus do haḋlaiceḋ é an Aialon a ttír Shebulon.

13. Agus na ḋiaiġ sin do bi Abdon mac Hillel Piratonitech na ḃreitem ar Israel.

14. Agus do bhi ceṫraċad mac aige, ⁊ trioċad mac a ṁac, do rioḋ mar-cuigheas ar ṡeachtmoġad ógassal: agus do bi na ḃreitem ar Israel ocht mbliaḋna.

15. Agus fuáir Abdon mac Hillel an Piratonitech bás, agus do haḋlaiceḋ é an Piraton a ttír Ephraim, a sliaḃ na Namalecitech.

---

# CAIB. 13.



Agus do riṅedar clan Israel a ris * olc a bfiaḋnuisi an Tigherna, agus tug an Tigherna a láiṁ na bhPhilistineċ iad ceṫraċad bliaġan.

* Caib. 2. 11. & 3. 7. & 4. 1. & 6. 1. & 10. 6.

2. Agus do bi fear áiriġ as Sórah do ċineul na Ndanitech, dar bainm Manoah, agus do bi a bean aimrid, agus ni rug si [clan.]

3. Agus táinic aingel an Tigherna gus an mnaoi, agus a dubhairt sé ria, féch, anois atá tú aimrid, agus ni beirionn tú [clan] as bia tú torrach, agus béarа tú mac.

4. Anois ar a nadhbharsin * grḋim tú bi ar do ċoiṁéd, agus ná hib fion nó deoċ láidir, agus ná hiṫ (ini neamhglan.

* Uibhr. 6. 2, 3.

5. Oir féch, biaiḋ tú torrach, agus béarа tú mac, agus ni raca sgian * bearrṫa ar a ċeann: óir biaiḋ an leanam na Nasaritech do Dhia ó broinn a maṫar: agus toiseonuiġ sé Israel do ṡaoradh ó láiṁ na bhPhilistinech.

* Uibhr. 6. 5. 1 Sam. 1. 11.

6. Ann sin ṫáinic an bean, agus diṅnis si dá fear, ġá rád, ṫáinic óglaċ Dé ċugam, agus bá cosṁuil a ġnúis re gnúis aingil Dé ró uaṫbásach: ach nior ḟiafruiġ mé de, cá has dó, agus ni mó diṅnis sé a ainm daṁ.

7. Agus a dubhairt sé riom, féch biaiḋ tú torrach, agus béara tú mac; agus a nois ná hib fion, nó deoċ láidir, agus ná hiṫ éinni neamhglan: óir biaiḋ an leanam na Nasaritech do Dhia ó broinn a maṫar go ló a báis.

8. Ann sin do ġuiḋ Manoah an Tigherna, agus a dubhairt sé, ó mo Thigherna, tigeḋ óglaċ Dé noċ do ċuir tú uait, ċugaiṁ a ris, agus múinead dúinn cred do ḋénam don leanamh béarṫar.

9. Agus do éist Dia re glór Mhanoah, agus táinic aingeal Dé a ris ċum na mná, ar mbeiṫ di na suiḋe ar an macaire: ach ni raiḃ Manoah a fear na foċair.

10. Agus do riṅe an bean deiṫfir, agus do riṫ, agus do ṫaisbéin dá fear, agus a dubhairt ris, féuch ṫáinic an duine ċugamsa, noċ ṫáinic ċugam an lá oile.

11. Agus d'éiriġ Manoah, agus do ċuaiḋ a ndiaiġ a mná, agus táinig gus a nóglach, agus a dubhairt ris, an tusa an té do labhair ris an mnaoi? agus a dubhairt seision, is mé.

12. Agus a dubhairt Manoah, anois tigdis do ḃriaṫra ċum criċe, cionnus oilfeam an leanam, agus cred do ḋéanam ris?

13. Agus a dubhairt aingeal an Tigherna re Manoah, tugaḋ an bean a haire dá gach éinni dá ndubhairt misi ria.

14. Ná hiṫeaḋ si (inni dá ttig as a bfinemhuin, agus ná hibioḋ fion nó deoċ láidir, agus ná hiṫeaḋ (inni neamhglan: coiṁéadaḋ si a nuile ni dar aiṫin misi di.

15. Agus

15. Agus a dubhairt Manoah re haingel an Tighearna, gabhaim thú fan againn nó go ndeasaighem meannán duit.

16. Agus a dubhairt aingel an Tighearna re Manoah, biodh go gcoinneocha tú me, ní iosa mé dot arán: agus má ofrálann tú ofráil loisge, is don Tighearna ofráilfios tú i: óir ní raibh a fhios ag Manoah gur bé aingel an Tighearna é.

17. Agus a dubhairt Manoah re haingel an Tighearna, ca hainm thú, chor a nuair thiucfaidh do bhriathra a gcrích, go ndéanam onóir duit?

18. Agus a dubhairt aingel an Tighearna ris, cred fá bhfiafruighionn tú mainmsin marso, ó tá sé ar ceilt?

19. Mar sin do ghlac Manoah meannán maille re ofráil bhídh, agus dofráil sé ar charraig é don Tighearna; agus do rinne an taingel go hiongantach, agus do bí Manoah, agus a bhen ag féchain air.

20. Óir tárla a nuair do chuaidh an lasair suas leth re neamh ó naltóir, go ndeachaidh an taingel suas a lasair na haltóra: agus dféch Manoah agus a bhen air sin, agus do thuitedar ar a naighthibh chum na talman.

21. (Acht ní tháinic aingel an Tighearna ní budh mó dionnsaighe Mhanoah nó a mhná) annsin do aithin Manoah gur baingel don Tighearna é.

22. Agus a dubhairt Manaoh ré na mhnáoi, do * ghebham bás go deimhin do brigh go bhfacamar Diá.

[margin note beside verse 22: * Exod. 33. 20. Caib. 6. 23.]

23. Acht a dubhairt a bhen ris, dá madh i toil an Tighearna ar marbhadh, ní ghébhadh sé ofráil loisge no ofráil bídh as ar lámhaibh, agus ní mó do thaisbénfadh sé na neithesi dhúinn, nó dinneosadh dhúinn fá namsa a leithéid so do neithibh.

24. Agus do rug an bhen mac, agus thug sí Samson dainm air: agus dfás an lenamh, agus do bhennaigh an Tighearna é.

25. Agus do thosaigh spiorad Dé ar a ghrosughadh ar uairibh a ccampa Dhan, edir Shorah agus Estoal.

# Caib. 14.

AGus do chuaidh Samson síos go Timnat, agus do chonnairc sé bhen a tTimnat dinghenaibh na bhPhilistíneach.

2. Agus tháinic sé suas, agus dinnis sé dá athair, agus dá mháthair, agus a dubhairt sé riú, do chonnairc mé bhen a tTimnat dinghionaibh na bhPhilistíneach: anois ar a nadhbharsin faghaidh dam mar mhnaoi i.

3. Ann sin a dubhairt a athair, agus a mháthair ris, a né nach bhfuil bhen ar bith a measg inghen do dherbhráithreach, nó a measc mo dhaoinesi uile, as a rachthá do thabhairt mná do na Philistínibh neimhthimchillghearrtha? agus a dubhairt Samson re na athair, fagh dam i, óir atá sí sgiamhach ann mo shúilibh.

4. Acht ní raibh a fhios agá athair, no agá mháthair gurob ón tTighearna tháinic go niarrthadh sé cúis a naghaidh na bhPhilistíneach: óir do bí uachtaránas ag an bhPhilistíneach ós cionn Israel a nuair sin.

5. Ann sin do chuaidh Samson síos, agus a athair, agus a mháthair, agus tangadar go Timnat, agus go fíneamhuin Thimnat, agus féch do chuir leomhan óg beiceadh as na aghaidh.

6. Agus tháinic spiorad an Tighearna go cumhachtach air, agus do reub sé an leomhan, mar do réubfadh meṅán, agus ní raibh éinni aige iona láimh: acht níor innis dá athair nó dá mháthair cred do rinne sé.

7. Agus do chuaidh sé síos, agus do chomhráidh sé ris an mnáoi, agus do thaitin sí re Samson go maith.

8. Agus tar éis aimsire dfill sé dá tabhairt, agus do ghabh sé do leattaoibh dfhéchain chonablaigh an leomhain: agus féch, do bí saithe bech agus mil a cconablach an leomhain.

9. Agus

9. Agus do ġlac seision cuid diob ann a láim, agus do siubail roime dá iṫe, agus táinic ċum a aṫar agus a maṫar, agus tug cuid do dóib, agus a dúbradarsan sin: as níor innis sé dóib gur ben sé an mil as conablach an leomain.

10. Ann sin do ċuaid a aṫair síos mar a raib an ben, agus do rinne Samson bainfeis ann sin: óir is mar sin do ġnáṫuiġeadais na daoine óga déanam.

11. Agus tarla a nuair do ċonncadar é, go ttugadar triocad companach mar ċuideaċta dó.

12. Agus a dubairt Samson riú, cuirfe mé tomus anois oruib: má fúasclann sib dam é go deimin taob a sṫiġ do ṡeaċt lá an ḟleaḋa, agus má ġeibti an ciall sin, ann sin do bérainn mé triocad léine dáoib, agus triocad culaid lonġ.

13. Acht muna bfuaiscaltaoi dam é: ann sin do bérṫaoi se damsa triocad léine, agus triocad culaid lonġ: agus a dubradarsan ris, cuir amaċ do ṫomus, go ccluinmis é.

14. Agus a dubairt sé riú, amaċ as an té iṫeas táinic biaḋ, agus amaċ as an neartmar táinic milseaċt: agus níor ḟéadadarsan an ḟad trí lá an tomus d'ḟuasclaḋ.

15. Agus tarla ar an seaċtmaḋ lá go ndubradarsan re mnaoi Shamson, taḃair ar ṫfear go ninnseaḋ sé dúinn an tomus, deagla do loisgfimisne tú féin, agus tiġ haṫar le teinid: an do ḃuáin a bfuil againn dinn do ġairmeaḃar sinn, nó nach eadh?

16. Agus do ġuil ben Shamson air a ċoinne, agus a dubairt sí ris, ní bfuil ach fúaṫ agad orumsa, agus ní hionmuin leat mé, do ċuir tú ceist amaċ ċum cloinne mo muintire, agus níor innis tú damsa é: agus a dubairt seision ria, féch níor innis mé dom aṫair nó dom maṫair é, agus a ninneosa mé duitsi é?

17. Agus do ġuil sisi dá laṫair an cuid oile do na seaċt lá an fad do mair an ḟleaḋa: agus tarla ar an seaċtmaḋ lá gur innis sé di, do brig go raib sí roiġeir air, agus d'innis sise an tomus do ċloinn a muintire.

18. Agus a dubradar daoine na caṫraċ ris ar an seaċtmaḋ lá, sul do ċuaid grian fúi, creud is millse ná mil, agus creud is láidire ná leoman? agus a dubairt seision riú, muna ttreabaḋ sibsi lem ċolpṫoigsi, ní ḟuaisceoladh sib mo ṫomus.

19. Agus táinic spiorad an Tiġearna air, agus do ċuaid sé síos go hAscelon, agus do marb sé triocad fear diob, agus do ġlac a néadail, agus tug sé culaid lonġ don luċt do ḟúasgail an ceist: agus do hadnad a ḟearg, agus do ċuaid sé súas go tiġ a aṫar.

20. Ar a naoḃarsin tugad ben Shamson dá ċumpanach, noch dá ndearna sé a ċhara.

## Caib. 15.

Ach tarla a ccion tamaill na dhiaiġsin a nam fogmair na cruiṫneaċta, go ndeaċaid Samson dfeucain a mná le meannán: agus a dubairt sé, raċad mé a steaċ mar a bfuil mo ben don tseomra; acht níor ḟulaing a haṫair dó dul a steaċ.

2. Agus a dubairt a haṫair, do saoil mise go deimin gur ḟúaṫaiġ tú tríd amaċ í, uime sin tug mé dot ċompanach í: nach sciamhaiġe a derbsiur is óige ná isi? ġuidhim tú gab ċugad í na háit.

3. Agus a dubairt Samson dá dtaobsan, anois biaiḋ mé níos neamċiontaiġe ná na Philistinig, gidh go ndéana mé urcoid dóib.

4. Agus do imṫiġ Samson, agus do ġab sé trí ċéad sionnaċ, agus

do ġab aitiṅġeda, agus diompóiġ gaċ dá earball ċum a ċéile, agus do ċenġail aitiṅe idir gaċ dá earball.

5. Agus a nuair do ċuir na haitiṅġeda trē ṫeinid, do léig sē dóib imṫeċt ar fud ġort na bhPhilistinech, agus do loisg araon a stácaiḃe, agus a ngort, maille re na bfíneamnaiḃ, agus a ccrainn ola.

6. Ann sin a dubhradar na Philistiniġ, cia rinne so? agus do freagradarsan, Samson cliamhain an Timniṫiġ, do ḃríġ gur ben sē a ben de, agus go ttug sē dá ċompanach í. Agus tangadar na Philistiniġ suas, agus do loisgedar í féin, agus a haṫair le teinid.

7. Agus a dubhairt Samson riu, mátá go ndéarnabhaoi so, giodheadh do ḋéanadsa díoġaltas oraiḃ, agus na ḋiaiġ sin scuirfe mé.

8. Agus do ḃuail sē iad, leis agus laoġaiġ, rē hár mór, agus do ċuaid sē sios, agus do ċoṁnaiġ sē a mullaċ na carrge Etam.

9. Ann sin do ċúadar na Philistiniġ súas, agus do ṡuiḋeadar ann Iúdah, agus do leaṫnuiġeadar iad féin a Lehi.

10. Agus a dubhradar muinntir Iúdah, creud fá ttangabhair súas ar nar ccoinne? agus do freagradarsan, tangamar a níos do ċenġal Shamson go ndéarnmaois ris mar do rinne seision rinne.

11. Ann sin do ċúadar trí míle fear do Iúdah go mullach na carrge Etam, agus a dubhradar rē Samson, nać bfuil a fios agadsa go bfuilid na Philistiniġ na nuachtaránaiḃ ós ar cciondne? creud é so do rinne tú orainn? agus a dubhairt seision riu, amhail is do rinnedar orumsa, marsin do rinne misi orrasan.

12. Agus a dubhradarsan ris, ṫangamne a nuas dot ċenġal go ttugmaois a láim na bhPhilistineaċ tú: agus a dubhairt Samson riu, tugaiḋ bur mionna dam, naċ ttuitfiḋe féin orum.

13. Agus do labhradar ris dá ráḋ, ni ṫuitfiom, aċt cenġolam go daingean tú, agus do bearam ann a láim ṫú: aċt go deimin ni ṁarḃfiom ṫú. Agus do ċenġladar é lē dá ċorda nuadh, agus rugadar súas ón ċarraig é.

14. Agus a nuair ṫáinic sē go Lehi, do ġáireadar na Philistiniġ na agaiḋ, agus ṫáinic spiorad an Tiġerna go cumaċtaċ air, agus do ḃádar na cordaiḃ do bí ar a lámhaiḃ mar líon do loisgfiḋ le teinid, agus do sgaoileadar a ċenġal dá lámhaiḃ.

15. Agus fuáir sē núaċnáim ġéill asail, agus do ċuir a lám amach, agus do ġlac é, agus do marḃ míle fear.

16. Agus a dubhairt Samson, re cnáim ġéill asail, carnán ar ċarnánaiḃ lē giall asail do marḃ mē míle fear.

17. Agus tárla a nuáir do ċríoċnuiġ sē an ċaint, gur ṫeilg sē an cnáim ġéill as a lám, agus ṫug Ramat-lehi dainm ar a náit sin.

18. Agus do bí ró ṫart air, agus do ġoir ar an tTiġerna, agus a dubhairt, ṫug tú an fuasgladh mór so an láim do ṡearḃfoġantuiġ, agus anois an bfuiġe mē bás don tart, agus tuitim a láim na neimṫimċillġearrṫa?

19. Ach do sgoilt Dia áit ṫoll do bí ann sa ngiall, agus ṫáinic uisge as, agus a nuair do iḃ sē deoch, ṫáinic a spiorad a ris agus do aiṫbeoḋuiġ sē: uime sin do ġoir sē don náit En-hacore, noċ atá a Lehi gus a niuġ.

20. Agus do rinne sē breitheamhnus ar Israel a laeṫiḃ na bhPhilistinech fiċe bliadhain.

CAIB.

## CAIB. 16.

ANNsin do ċuaiḋ Samson go Gaza, agus do ċonnairc meirdriġ ann sin, agus do bí aice.

2. Do hinnseaḋ do na Gazitib, ga ráḋ, ṫáinic Samson annso: agus tangadar na ṫimċioll, agus do ċuireadar luiġeaċán ċuige ar feaḋ na hoiḋċe a ngeata na caṫraċ, agus do bádar suaimneaċ ar feaḋ na hoiḋċe, ga ráḋ, biam ar ttosaċ go solus na maidne, annsin mairḃfeam é.

3. Agus do luiġ Samson go meḋon oiḋċe, agus d'éiriġ san meḋon oiḋċe, agus do ġlac doirse ġeata na caiṫreach, agus an dá ṗosta, agus dimṫiġ roimhe léo, maille ris an mbarra, agus do ċuir ar a ġuaillib iad, agus rug suas ar mullach cnoic atá as coinne Hebron iad.

4. Agus tárla na ḋiaiġ sin gur ġráḋuiġ sé bean a ngleann Sorec dar bainm Dalilah.

5. Agus tangadar tiġearnaiḋe na bhPhilistíneach ċuice, agus a dubhradar ria, meall é, agus féuċ cáit a bfuil a neart mór, agus cionnus ḟeudfamaoid buaiḋ do ḃreit air, ċor go bfeudfam a ċeangal da pianaḋ: agus do ḃéaram duit gaċ aon aguinn míle céad píosa airgid.

6. Agus a dubhairt Dalilah re Samson, guiḋim ṫú, innis dam cáit a bfuil do neart mór, agus créd lé bfeudfaiḋe do ċeangal lé a bpianfaiḋe ṫú?

7. Agus a dubairt Samson ria, má ċeanglaid siad mé lé seaċt ngaduiḋ úra, naċ ar tiormuiġeaḋ a riaṁ, ann sin biaiḋ mé lag, agus biaiḋ mé mar gaċ nduine eile.

8. Ann sin tugadar tiġearnaiḋe na bhPhilistíneaċ ċuice suas seaċt ngaid úra, nach ar tiormuiġeaḋ fós, agus do ċeangail sí léo sin é.

9. Anois do bádar daoine a luiġeaċán ag fuireaċ léiṫe san treompa, agus a dubhairt sí ris, atáid na Philistínig [ar tteaċt] ort a Shamson; agus do ḃris seision na gaid mar do ḃrisfeaḋ snáiṫe barraiġ a nuair ḃeanas teine ris: mar sin nar bfios a neart.

10. Agus a dubhairt Dalilah re Samson, féuċ do rinne tú magaḋ orum, agus dinnis tú bréug dam: anois guiḋim tú, innis dam créd lé bfeudfaiḋe do ċeangal.

11. Agus a dubhairt seision ria, má ċeanglaid siad go daingean mé lé rópaiḋib nuaḋa nar oibriġeaḋ a riaṁ a bfeiḋm, ann sin biaiḋ mé lag, agus biaiḋ mé mar gaċ nduine eile.

12. Uime sin do ġlac Dalilah rópaḋa nuaḋa, agus do ċeangail eision léo, agus a dubhairt sí ris, atáid na Philistínig ort a Shamson. (Agus do bádar daóine a luiġeaċán ann sa treompa.) agus do ḃris sé iad mar ṡnáiṫe dá lámhaib.

13. Agus a dubhairt Dalilah re Samson, go nuige so do ṁeall tú mé, agus dinnis tú bréuga dam: innis dam créd lear bfeidir do ċeangal. Agus a dubhairt seision ria, má ḟiġionn tú seaċt ndualaiḃ mo ċinn leis an ngarmuin.

14. Agus do ḋaingniġ sí iad leis an ttairrnge, agus a dubhairt sí ris, atáid na Philistínig ort a Shamson: agus do ṁúsgail sé as a ċodlaḋ, agus dimṫiġ roimhe maille re tairrnge na garman, agus leis an ngarmuin féin.

15. Agus a dubhairt sisi ris, cionnus ḟeudus tú a ráḋ, is ionmhuin liom ṫú, a nuair naċ bfuil do ċroiḋe leam? do ṁeall tú mé na trí huaire si, agus níor innis tú dam cáit a bfuil do neart mór.

16. Agus tárla a nuair do bí sí dá sárughaḋ gaċ laoi lé na briaṫraib, agus gur ċoimhéigniġ sí é, ionnus gur buaiḋreaḋ a anam ċum báis:

17. Ar ċor gur innis dí a ċroiḋe

uile, agus go ndubhairt ria, Níor eirigh sgian bearrtha riamh ar mo cheann: do bhrígh gur Nazarite do Dhia mé ó bhroinn mo mháthar; má bearrtar mé, ansin rachaidh mo neart uaim, agus biaidh mé lag, agus biadh mar dhuine eile.

18. Agus a nuáir do chonairc Dalilah gur inis sé a inntinn uile dhi, do chuir sí fios, agus do ghoir sí Tighearnaidh na bPhilistíneach, ga rádh, tigidh suas a nuáirsi: óir do fhoillsigh sé a chroidhe uile dhamh. Ansin tangadar Tighearnaidh na bPhilistíneach suas chuice, agus tugadar airgiod leó na láimh.

19. Agus tug sí air codladh ar a ghlúinibh, agus do chuir fios ar óglach, agus tug sí air na seacht ndual do bhí ar a cheann do bhearradh, agus do thionnsgain sí a bhuaidhreadh, agus do chuaidh a neart uadh.

20. Agus a dubhairt sí, Ataid na Philistínigh ort a Shamson: agus do mhúsgail seision as a chodladh agus a dubhairt sé, rachaidh mé amach mar uair eile roimhe, agus croithfidh mé mé féin: agus níor bhfeas dó gur imthigh an Tighearna uadh.

21. Ach do ghabhadar na Philistínigh é, agus do bhuaineadar a shúile as, agus rugadar síos go Gaza é, agus do cheangladar é le boltaibh umha, 7 do bhí sé ag meilt a ttigh an phríosúin.

22. Ar chena do bhí gruag a chinn ag fás a rís amhail is a nuair do bearradh é.

23. Ann sin do chruinnigheadar Tighearnaidh na bPhilistíneach a bhfochair a chéile dothabhairt iodhbarta móire dá ndia Dagon, agus do dhéanamh gáirdeachais: óir a dubhradar, tug ar ndia Samson ar námhaid ionar láimh.

24. Agus a nuair do chonnacadar an pobal é, do moladar a ndia: óir a dubhradar, tug ar ndia ar námhaid ionar láimhibh, agus argthóir ar ttíre, noch do mharbh mórán dínn.

25. Agus tárla a nuair do bhádar a gcroidhthe súgach, go ndubhradar, goiridh ar Shamson go ndéna sé súgradh dhúinn: agus do ghoireadar ar Shamson as tigh an phríosúin, agus do rinne sé spórt dóibh, agus do suigheadar idir na pileuraibh é.

36. Agus a dubhairt Samson ris an mbuachaill agá raibh sé air láimh, léig dhamh breith ar na pileuraibh ag a seasann an tigh, go léigfidh mé orra mé.

27. Ann sin do bhí an tigh lán dfearaibh agus do mhnáibh, agus do bhádar Tighearnaidh na bPhilistíneach uile ann 7 do bhí ar mullach an tighe trí mhíle fear agus bean do bhí ag féachain an feadh do bhí Samson ag déanamh spóirt.

28. Agus do ghoir Samson ar an Tighearna, agus a dubhairt sé, a Thighearna Dia, guidhim thú cuimhnigh orm agus neartaigh mé a nurchar amháin a Dhé, ionnus go ndíolainn dioghaltas a néinfheacht ar na Philistíneachaibh ar son mo dhá súl.

29. Agus do ghlac Samson greim don dá phosta meadhonach, noch do bhí ag congmháil an tighe suas, agus air ar hiomchradh é a náirde, air pileur aca le na láimh dheis, agus air a phileur eile le na láimh chlé.

30. Agus a dubhairt Samson, Fagham bás a néinfheacht leis na Philistínibh: agus do chrom é féin lé na neart uile, agus do thuit an tigh air na Tighearnaibh agus air a raibh ann do dhaoinibh: ionnus gur mó na mairbh do thuit leis agá bhás, ná an méid do mharbh sé na bheathaidh.

31. Ann sin tangadar a dheárbhráithreacha, agus tigh a athar uile a nuas, agus rugadar leó suas é, agus do adhlaiceadar é idir Sorah agus Estaol a nionad adhlaicthe Manoah a athar: agus do rinne sé breitheamhnus ar chloinn Israel fiche bliadhan.

## CAIB. 17.

AGus do bhí duine do shliabh Ephraim darbh ainm Micah.

2. Agus a dubhairt sé ris na mhathair, an dá chéad déag Secel airgid rugadh uaidh, air son

son a raib tú ag malluġaḋ, agus
san labair tú mar an gcéadna am
fiaḋnaisisi, féch, atá an tairgiod
agumsa, is misi do ġlac é. Agus a
dubairt a maṫair, go mbeannuiġ ṫusa
ón tTiġearna, a mic.
3. Agus a nuair do aisig sé an
tcéad-déag Secel airgid dá maṫair, a
dubairt a maṫair, do ḃronn mé an tair-
giod go hiomlán don Tiġearna om
laim, ar son mo ṁic do ḋéanam ioṁáiġe
grábálta agus ioṁáiġe leaġṫa: anois
uimesin aiseoċa mé ḋuitsi é.
4. Gidheaḃ do aisic sé an tairgiod
dá ṁaṫair, agus do ġlac a ṁaṫair dá
ċéad Secel airgid, agus ṫug iad don
ċeárd, noċ do rinne ioṁáiġ ġrábalta,
agus ioṁáiġ leaġṫa diob; agus do bá-
dar a ttiġ Mhicah.
5. Agus do bi ag an bfear sa Mi-
* Caib. 8. 27. cah tiġ dée, agus do rinne * Epod,
* Gen. 31. 20. agus * Teraphim, agus do ċoisrig
Hos. 3. 4. mac dá ṁacaib, noċ do bi na Shagart
* Caib. 18. 1. aige.
21. 25. 6. Ann sna * láeṫibsin ni raib Riġ
ar biṫ a Nisrael, acht do niod gaċ
duine an ni buḋ fearr do ċiti dó
féin.
7. Agus do bi óganaċ as Bete-
lem-Iúdah, do ṫreib Iúdah, noċ do bi
na Lebiteach, agus do bi ar cuáirt ann
sin.
8. Agus do imṫiġ an tóglaċ amaċ
as an gcaṫraiġ as Betelem-Iúdah do
ḋéanaṁ comnuiġ mar a bfuiġeadh
( ionad ), agus táinic go Sliab
Ephraim go tigh Mhicah ann a ṫu-
rus.
9. Agus a dubairt Micah ris, cá
haird as a ttáinic tusa? agus a
dubairt seision ris, is Lebiteaċ mé ó
Bhetelem-Iúdah, agus atáim ag
triall ar cuairt mar a bhfuighe mé
ait.
10. A dubairt Micah ris, fan am
foċairsi, agus bi ad aṫair agus ad
ṡagart agam, agus do béara mé
deiċ Secel airgid ḋuit ann sa bliaḋain,
agus culaiḋ éadaiġ, agus do biaḋ:
marsin do chúaidh an Lebhiteach a
steach.
11. Agus do buḋ toil leis an Le-
biteaċ fanmhaċ ag an nóglaċ, ⁊ do bi an
tóganaċ dó mar áon dá ṁacaib.
12. Agus do ċoisrig Micah an
Lebiteaċ, agus do bi an tóganaċ na
shagart aige, agus do bi a ttiġ
Mhicah.
13. Ann sin a dubairt Micah, anois
atá a ḟios agum go ndéanna an Ti-
ġearna maiṫ dam, ó ṫarla Lebiteaċ
na ṡagart agum.

---

CAIB. 18.

AN * sna laeṫibsin ni raib · * Caib. 17. 6. & 21. 25.
Riġ ar biṫ a Nisrael;
⁊ ann sna láeṫibsin diarr
treaḃ Dhan oiġreaċt dóib
féin ann a gcoimneoċaidis:
óir níor ṫuit a noiġreaċt [ uile ] ċuca
a measc ṫreaḃ Israel go nuige an lá
sin.
2. Agus do ċuireadar clann Dan
cúigear dá muintir as a ttir, dáoine
árrasa ó Shórah, agus ó Estaol,
do ḃraṫ na tire, agus dá cuartú-
ġaḋ; agus a dubradar riú, eirgiḋe
cuartuiġiḋ an ḋúiṫċe: agus iadsan a
nuair ṫangadar go Sliab Ephraim go
tiġ Mhicah, dfanadar annsin a noi-
ḋcesin.
3. A nuair do bádar láimh ré tiġ
Mhicah daiṫniġeadar guṫ an óganaiġ
an Lebitiġ, agus dfilleadar a steaċ
ann sin, agus dubradar ris, cia ṫug
ṫusa annso? agus cred do ni tú annsa
náitsi, agus cred atá agad annso?
4. Agus a dubairt seision riu, mar-
so ⁊ marso do ni Micah riom, agus do
ġlac sé mé ar ṫuarusdal, agus is mé a
ṡagart.
5. Agus a dubhradarsan
ris, guidhim thú, iarr comh-
airle ar Dhia, ċor go mbiá a
fios

fios againn a néireochaidh go sona dhuinn an tslighe a bhfuilmid ag dul.

6. Agus a dubhairt an sagart riu, imthighidh a siothcháin, a lathair an Tighearna atá an tslighe a ratachtaoi.

7. Ann sin do imthigheadar an cuigear fear, agus tangadar go Láis, agus do chonncadar na daoine do bhí innte mar do áitreabhadar go neimheaglach, do réir nóis na Sidónianach, suaimhneach, socair, agus ní raibh úachdarán ar bith sa dúithche do chuirfeadh náire orra fa éinni: agus do bhádar a bhfad ó na Sidónianachaibh, agus ní raibh cúis eatorra agus duine ar bith.

8. Agus tangadar mar a raibh a ndearbhráithre go Sórah agus go Hestaol: agus a dubhradar a ndearbhráithre riu, creud [a deir] sibhse?

9. Agus a dubhradarsan, éirighe go ndeachmaóis súas na naghaidh óir do chonncamar an dúithche, agus feuch is ro mhaith í, agus an bhfuiltísi bur tosd? ná bíodh leisg oraibh imtheacht, agus dul a steach do shealbhughadh na dúithche.

10. A nuáir imtheochthaoi, tiocfaidhe a ccionn daóine socra, agus go dúithche fairsing: óir tug Dia ann bur lámhaibh í; áit nach bhfuil easbhaidh neithe ar bith innte dá bhfuil ar talamh.

11. Agus do chuáidh as sin do mhuintir na Ndanitech amach as Sorah, agus as Estaol sé chéd fear armtha le harm cogaidh.

12. Agus do chúadar súas, agus do shuidheadar a Gciriat-iearim ann Iúdah: ar a nadhbharsin do ghoireadar do náitsin Mahaneh-Dan gus a niugh: feuch, atá sé táobh siar do Chiriat-iearim.

13. Agus do chúadar as sin go sliabh Ephraim, agus tangadar go tigh Mhicah.

14. Ann sin do freagradar an cuigear do chuáidh do bhrath tíre Lais, agus a dubhradar re na ndearbhráithribh, an bhfuil a fios agaibhsi go bhfuil annsna tightibhsi Ephod, agus Teraphim, agus íomháigh ghrábhálta, agus íomháigh leaghtha? anois ar a nadhbharsin measaidh creud atá agaibh ré a dhénamh.

15. Agus do filleadar don náitsin, agus tangadar go tigh a nógánaigh an lebitech, eadhon go tigh Mhicah, agus do bheannuigheadar dó.

16. Agus do sheasadar na sé chéd fear do hordaigheadh maille re na narm cogaidh, noch do bhí do chloinn Dan a ndul a steach an gheata.

17. Agus do chúadar an cuigear súas noch do chuáidh do bhrath na tíre, agus tangadar a steach ann sin, agus do ghlacadar a níomháigh ghrábhálta agus an Tephod, agus an Teraphim, agus a níomháigh leaghtha: agus do sheas an sagart a ndul a steach an gheata maille ris na sé chéd fear do hordaigheadh le harmaibh cogaidh.

18. Agus do chúadar so go tigh Mhicah, agus tugadar leo a níomháigh ghrábhálta, a níomháigh leaghtha, an Tephod, agus an Teraphim: ann sin a dubhairt an sagart riu, creud do nítí?

19. Agus a dubhradarsan ris, bísi ad thosd, agus cuir do lámh ar do bhéul, agus tárr linne, agus bí ad athair agus ad shagart againn: an fearr dhuitsi beith ad shagart tighe duine amháin, nó beith ad shagart ag treibh nó ag cineul Israel? *Jos. 19.

20. Agus do bhí croidhe an tsagairt meanmnach, agus do ghlac sé an Tephod, agus an Teraphim, agus a níomháigh ghrábhalta, agus do chuáidh sé a meadhon an tslóigh.

21. Mar sin do filleadar, agus dimthigheadar, agus do chuireadar a gclann beag agus a náirnéis, agus a ccarráiste rompa.

22. Agus a nuair do bhádar tamall maith ó tigh Mhicah, do cruinnigheadar na daoine do bhí annsna tightibh láimh re tigh Mhicah iad féin a bhfochair a chéile, agus rugadar ar chloinn Dan.

23. Agus do éighmeadar ar chloinn Dan, agus diompoigheadarsan a naighthe,

aguſ a dubhradar re Micah, cred do imthigh ort, as a ttig tú le na lei-ceid sin do chruinniughadh?

24. Aguſ a dubhairt ſeiſion, ru-gabhabhair lib mo dhée, noch do rinne mé, a-guſ an ſagart, aguſ do imthighe-abhair romhaibh: aguſ cred atá agamſa ni as mó? aguſ cred ſo a dertaoi riom, cred do imthigh ort?

25. Aguſ a dubhradar clann Dan riſ, ná cluintear do guth air measg, eagla go ttiucfadis daóine ferghacha ort, aguſ go gcaillfeá hanum maille re hanmannaibh do muintire.

26. Aguſ do imthigheadar clann Dan rompa, aguſ a nuáir do chonnairc Micah go rabhadar ro láidir dhó, dfill ſé, aguſ do chuáidh air aiſ dá thigh.

27. Aguſ rugadarſan léo na neithe do rinne Micah, aguſ an ſagart do bhi aige, aguſ tangadar go Lais a gcenn daóine do bhi ſuáimnech, aguſ ſocair, aguſ do marbhadar iad lé faobhar an chloidhimh, aguſ do loiſgeadar an chathair lé teinidh.

28. Aguſ ni raibh fer a ttárrtála aca, do chionn go rabhadar a bfad ó Shidon, aguſ nach raibh gnothuighe aca re hénduine; aguſ gur ob annſa ghlenn atá láimh re Bet-rehob do bhi ſé: aguſ do rinnedar cathair, aguſ do áitreabhadar innte.

29. Aguſ tugadar Dan ainm air an *cathraigh do réir anma a nathar
Dan, noch rugadh do Iſrael: bidh gur Lais dob ainm don chathraigh air ttús.

30. Aguſ do chuireadar clann Dan a iomháigh ghrábálta ſuas; aguſ do bhi Ionatan mac Gerſom mic Manaſſeh, é féin aguſ a mac, na ſagartaibh ag treibh Dhan go lá bráighde na tíre.

31. Aguſ do chuireadar ſuas dóibh féin iomáigh ghrábálta Mhicah noch do rinne ſé, an fad na haimſire do bhi tigh Dé a Silo.

*Ioſ. 19. 47.

# CAIB. 19.



AGuſ tárla ann ſna láethibh ſin, * a nuáir nach raibh Righ air bith a Niſrael, go raibh Lebhitech áirighe na chomnuighe air tháobh ſléibhe Ephraim, noch tug lennán chuige ó Bhetelem-Iúdah.

* Caib. 17. 6. & 18. 1. & 21. 25.

2. Aguſ do rinne a lennán ſtriapachuſ na aghaidh, aguſ dimthigh ſi uadh go tigh a hathar go Betelem-Iúdah, aguſ do bhi ſi annſin ceithre mí iomlán.

3. Aguſ déirigh a fer, aguſ do chuáidh na diáigh do labhairt go muinterdha ria, aguſ dá tabhairt leiſ a riſ, air mbeith da ſerbhiſeach na fochair, aguſ cúpla aſſal: aguſ rug ſi a ſtech go tigh a hathar é, aguſ a nuáir do chonnairc athair an chailin é, do bhi lúathgháir air teagmháil riſ.

4. Aguſ do chongaibh a chliamhuin, athair an chailin é, aguſ dfan ſé na fochair trí lá: aguſ marſin do chaitheadar biadh aguſ deoch, aguſ do chodladar annſin.

5. Aguſ tárla air an cceathramadh lá, a nuair déirigheadar go moch air maidin, gur éirigh ſeiſion ſúas na ſeaſamh chum imtheachta: aguſ a dubhairt athair an chailin re na chliamhuin, neartuigh do menma lé greim arain, aguſ na diáigh ſin imthigh romhad.

6. Aguſ do ſuigheadar ſioſ, aguſ do chaitheadar biadh, aguſ deoch anaon a bfochair a chéile: óir a dubhairt athair an chailin riſ a nóglach, guidhim thú bi ſuáimhnech, aguſ fan a noſ, aguſ biodh do chroidhe ſúgach.

7. Aguſ a nuáir do éirigh an tóglach na ſeaſamh chum imtheachta, do bhi athair an chailin ga ſanughadh: uime ſin dfan ſé annſin oidhche oile.

8. Aguſ déirigh go moch air maidin an chuigeadh lá chum imtheachta: aguſ a dubhairt athair an chailin, guidhim thú, tóg ſúas do chroidhe: aguſ dfanadar

dar go héis meḋon laói, agus ḋúadar aráon biaḋ.

9. Agus a nuáir do éirig an tóglach na seasaṁ ċum imṫeaċt, é féin agus a leannán, agus a searbhfoġanta, a dubairt a ċliamuin, aṫair an ċailin ris, féch atá an lá mall anois a ngar don tráṫnóna, guiḋim ṫú fanaiḋ feaḋ na hoiḋċe: féċ, atá an lá deiġionaċ, fan a nos ansó, ionnus go mbiáiḋ do ċroiḋe súgach, agus a máraċ éirig go moċ ċum do sliġeḋ, ionnus go bfédfa tú dul don baile.

10. Ach níor báill leis a nóglaċ fuirech a noiḋċe sin, acht do éirig sé súas, agus dimṫiġ, agus ṫáinic sé ar coiṁe Iebus (noch dá ngoirtear Ierusalem,) agus do bí cuingir asal na foċair fá diallaiḋib, do bí fós a leannán na foċair.

11. Agus a nuáir do bádar láiṁ re Iebus, do bí an lá caiṫṫe go mór, agus a dubairt an searbhfoġantuiġ re na ṁaiġistir, guiḋim ṫú tigeam, agus fillem a steaċ don ċaṫraiġ-si na Iebusiteach, agus glacam lóistin innte.

12. Agus a dubairt a ṁaiġistir ris, ní ḟillfiom do leaṫṫaoiḃ ansin go caṫraiġ ċoimiṫiġ naċ bfuil do ċloinn Israel; racam ṫairis go Gibeáh.

13. Agus a dubairt sé re na óglach tigeam, agus tigiom a bfogus do ċeaċtar don dá áitsi dfaġáil lóistin na hoiḋċe, a Ngibeáh nó a Rámah.

14. Agus do ġluaisiodar rompa, agus dimṫiġeadar, agus do ċuáidh an ġrian sios orra an tan do bádar láiṁ re Gibeáh, noch as le Beniamin.

15. Agus do ḟilleadar do leaṫṫáoiḃ ansin do dul a steach, agus do ġabáil lóistin a Ngibeah: agus a nuáir do ċuáiḋ sé a steaċ do ṡuiġ sé ar sráid don ċaṫraiġ: óir ní raib duine do ruġ a steaċ go lóistin dá ṫiġ iad.

16. Agus féch ṫáinic duine aosta ón a obair ón machaire tráṫnóna, noċ do bí do ṡliaḃ Ephraim mar an gcédna, agus do bí na ċoṁnuiġe a Ngibeáh, acht buḋ Beniamitiġ muintir na háitesin.

17. Agus a nuáir do ṫóg sé a ṡúil le súas, do ċonnairc fear gabála ar lear a sráid na caiṫreach, agus a dubairt an seanduine, cáit a raċa tusa, nó cáit as a ttig tú?

18. Agus a dubairt seision ris, atámaoid ag teaċt ó Bhetelem-Iúdah, ag dul go taoiḃ sleiḃe Ephraim: is as sin mé, agus do cuaiḋ mé go Betelem-Iúdah, acht atáim a nois ag dul go tiġ an Tiġearna, agus ní bfuil duine ar biṫ ġabus mé dá ṫiġ.

19. Giḋeaḋ atá tuiġe, agus beaṫa ag ar nasaluiḃ, agus atá arán, agus fion damsa, agus dot ċailin, agus don nóganaċ atá a bfoċair do searbhfoġantaiḃ; ní bfuil easbuiḋ ninneiṫe orruinn.

20. Agus a dubairt an seanduine, siotċáin maille leat, giḋ bé easbuiḋh atá ort, bioḋ sé orumsa, acht amáin ná luiġ sa tsráiḋ.

21. Mar sin ṫug sé leis dá ṫiġ é, agus ṫug biaḋ do na hasaluiḃ, agus do niġeadar a ccosa, agus ḋúadar biaḋ, agus diḃeadar deoċ.

22. Anois ar mbeiṫ ag déanaṁ a gcroiḋṫe súgach dóiḃ, féch ṫangadar muintir na caiṫreach, mic áiriġh do Belial, timċioll an tiġe fá gcuáirt, agus do buáileadar an doras, agus do labradar re fear a tiġe, an seanduine, ġá ráḋ, tabair amach an fear ṫáinic dot ṫiġ go ccoimriasanam ris.

23. Agus do ċuáiḋ an tóglach * fear a tiġe amaċ ċuca, agus a dubairt riú, ní headh a dearbhráiṫre, ní headh, guiḋim siḃ, ná déanaiḋ an leimhe-si. *Gen. 19

24. Féchaiḋ, atá mingion ansó, maiġdion, agus a leannánsan, do bérasa mé iad sin amach anois, agus umhluiġiḋsi iad, agus déanaiḋ riu mar as áill libh: acht ris a nóglachso ná déanaiḋ coṁgráinne sin do ġniom.

25. Ach

25. Ach ni ṫugadar na daoine to-
raḋ ḋó; annſin do ġlac an tóglach a
leannán, agus rug amaċ ċuca í;
agus do ḃádar aice, agus do ṫruaill-
liodar í ar feaḋ na hoiḋċe, nó go
ttáinig máidin: agus a nuair do
ṫionnsgain an lá eirġe, do léigiodar
di imṫeaċt.
26. Ann ſin ṫáinic an ḃean a mocċe
láoi, agus do ṫuit ſíos a ndorus
tiġe a nóglaiċ mar a raiḃ a Tiġearna,
nó go raiḃ an solus ann.
27. Agus déirig a Tiġearna ar mai-
din, agus dfosgail doirsi an tiġe,
agus do ċuaiḋ amaċ dimṫeaċt roime:
agus feuċ do ḃí an ḃean a leannán ar
ttuitim a ndorus an tiġe, agus do
ḃádar a láma ar a tairsiġ.
28. Agus a duḃairt ſeiſion ria, eiriġ
suas, agus bíam ag imṫeaċt; aċ
nior ḟreagair ſi é. Annſin do tóg an
tóglach suas ar a asal í, agus
déirig an tóglaċ suas, agus do
ċuaiḋ dá áit féin.
29. Agus a nuair ṫáinic dá ṫiġ, do
ġlac ſé sgian, agus rug ſé ar a
leannán, agus do roinn ſé í maille re na
cnámaiḃ ann ndá ċeud déag, agus do
ċuir uaḋ í go huile cóſtaiḃ Israel.
30. Agus is amlaiḋ bí, gaċ uile
duine dá bfacaiḋ ſin, go nduḃradar
nac deárnaḋ a leiteid ſin do ġníom,
agus nac bfacus ón ló fá ttangadar
clann Israel amaċ as crić na Hégipte
gus a muġ: measaiġ ſin, gabaiḋ co-
mairle, agus labraiḋ.

CAIB. 20.

ANN ſin do ċuádar clann Israel
uile amaċ, agus do cruinni-
ġeadar an coiṁtionol a
bfoċair a ċéile amail ḋuine
amáin, ó Dhan go Beersheba maille re
tír Ghilead, ċum an Tiġearna a Mis-
peh.
2. Agus do ṫaisbeanadar uaisle
an poball, treaba Israel uile, iad féin
a ccoiṁtionol muintire Dé, ceiṫre
ċéad míle coisiġ do ṫarraing cloiḋeaṁ.
3. (Anois do ċúaladar clann Bhen-
iamin go ndeaċadar clann Israel suas
go Mispeh.) Annſin a duḃradar clann
Israel, innis dúinn cionnus do bí an tolcso.
4. Agus do ḟreagair an Lebiteac, fear
na mná do marbaḋ, agus a duḃairt,
ṫáinic misi go Gibeah noċ is le Benia-
min, mé féin agus mo leannán do ga-
báil lóistin.
5. Agus do éirġeadar muintir
Ghibeah am aġaiḋ, agus tangadar
timċioll an tiġe orum san oiḋċe, agus
do ḃeartuiġeadar mo ṁarbaḋ: agus
deiġniġeadar mo leannán, ionnus go
bfuair si bás.
6. Agus do ġlac misi mo leannán,
agus do ġearr mé na píosaiḃ í, agus
do ċuir mé ar feaḋ críċe oiġreaċta Israel
í: óir do rinneadar mígníoṁ agus
leime a Nisrael.
7. Feuċaiḋ, is clann Israel siḃ uile,
tugaiḋ bur ttegasg, agus bur
ccomairle uaiḃ annso.
8. Agus deirġeadar an pobal uile
mar ḋuine amáin, ġá ráḋ, ni ra-
cam ḋuine dá lóistin, ni mó fillfiom
ḋuine dá ṫiġ:
9. Acht anois sé so ni do déanam
re Gibeah, racum suas lé crannċar na
haġaiḋ.
10. Agus béaram deiċneaḃar as
a ccéad ar feaḋ uile treaḃ Israel, agus
céad as a míle, agus míle as na deiċ míle,
do ḃreiṫ lóin ċum an pobal, cor go
ndéanaid, a nuair tiocfaid go Gibeah
Bheniamin, do réir a nuile leime dar
oibriġeadar ann Israel.
11. Marsin do ḃádar clann Israel
uile ar na gcruinniuġaḋ a naġaiḋ na
caṫraċ ceangailte dá ċéile amail
ḋuine amáin.
19. Agus do ċuireadar treaba
Israel uile daoine ar feaḋ treiḃe Bhen-
iamin, dá ráḋ, cred an tolcso do
rinneaḋ bur measc?
13. Anois ar a nadbarsin sgaċ-
aiḋ ḋúinne na daoine, clann Bhelial

atá a Ngibeáh, go ccuirmís cum báis
iad, agus go ccuirmís an tolc amac
as Israel: as ní tugadar clann Bhen-
iamin éisteacht do glór a ndearbhráith-
reach, clann Israel.
14. Acht do chruinnigheadar clann
Bheniamin iad féin a ccenn a céile a-
mac as na caithreachaibh go Gibeáh, do
dul amac cum cata a nagaidh cloinne
Israel.
15. Agus do háirmheadh do cloinn
Bheniamin san namsin amac as na
caithreachaibh, fiche agus sé míle fear
do tarraing claidheimh, taobh amuigh dáit-
reabhaibh Ghibeáh, noc do comháirmheadh
seacht ccéd fear togtha.
16. A measc an pobail so uile do
* Caib. 3. 15. bádar seacht ccéd fear togtha * cli lá-
mhacha, agus gach aon dioibhso cumu-
sach ar cloich do caitheamh as crann
tábhuill fa leathad ruibe, agus gan a
seachna.
17. Agus do háirmheadh fir Israel
uile, táobh amuigh do Bheniamin, ceithre
céd míle fear do tarraing claidheamh:
do bádar so uile na luchd cogaidh.
18. Agus deirgheadar clann Is-
rael, agus do cúadar súas go tigh
Dé, agus diarradar comhairle ar
Dhia, agus a dubhradar, cia haguinn
racus súas ar ttús do troid a
nagaidh cloinne Beniamin? agus a dub-
airt an Tighearna, racaidh Iúdah ar
ttús.
19. Agus deirgheadar clann Israel
súas ar maidin, agus do ríneadar
campa ré hagaidh Ghibeáh.
20. Agus do cúadar fir Israel
amac cum cata a nagaidh Bheniamin,
agus do cuir fir Israel iad féin a
nórdughadh na nagaidh do troid ag Gi-
beáh.
21. Agus tangadar clann Bhenia-
min amac as Gibeáh, agus do mar-
badar síos go talamh do na hIsra-
elitib an lásin fiche agus dá míle
fear.
22. Gidheadh do neartuigheadar an po-
bal fir Israel iad féin, agus do
cuireadar a gcath a rís a nórdughadh
ann sa náit ar cuireadar iad féin a
nórdughadh an céd lá.
23. Agus do cúadar clann Israel
súas, agus do guileadar a lathair an
Tighearna go tráthnóna, agus diar-
radar comhairle ar an tTighearna, dá
rádh; an raca misi súas a rís cum
cata a nagaidh cloinne Beniamin mo
dhearbhrathar, agus a dubhairt an Tighearna,
teigidh súas na agaidh.
24. Agus tangadar clann Israel
a bfogus a nagaidh cloinne Beniamin
an dara lá.
25. Agus do cuaidh Beniamin amac
na nagaidhsion as Gibeáh an dara lá,
agus do marbhadar a rís do cloinn Is-
rael síos go talamh ocht míle dhéag fear;
do tairrngiodar so uile claidheimh.
26. Ann sin do cúadar clann Is-
rael uile, agus an pobal uile súas,
agus tangadar go tigh Dé, agus do
guileadar, agus do suigheadar ansin
as coinne an Tighearna, agus do troisg-
eadar an lá sin go tráthnona, a-
gus dofráladar iodhbhairt loisge, agus
ofrála síothcána a bfiadhnuise an Tig-
hearna.
27. Agus dfiafruigheadar clann
Israel don Tighearna, (óir do bí áirc
cunarta Dé ann sin ansna láethibh-
sin,
28. Agus do seasamh Phinehas mac
Eleásair mic Aaron dá lathair sna la-
etib sin) ga rádh, an raca mé amach
a rís cum cata a nagaidh cloinne Ben-
iamin mo dhearbhrathar, nó an sguirfidh mé?
agus a dubhairt an Tighearna, imthigh
súas: óir a márach toibheorthadh
misi ad láimh iad.
29. Agus do cuireadar Israel
luchd luigheacháin timcioll fá gcuáirt
Ghibeáh.
30. Agus do cúadar clann Israel
súas a nagaidh cloinne Beniamin an
treas lá, agus do cuireadar iad féin
a nórdughadh cata a nagaidh Ghibeáh
mar na huáiribh oile.
31. Agus do cúadar clann Bhenia-
min amac a nagaidh an pobail, agus
do táirngeadh ón ccathraigh amach iad,
agus

agus do ṫosnuiġeadar ar na daoinib do ḃualaḋ, agus a marbaḋ mar na huaiḃ oile, annsna sliġtib móra (téid sliġe díob suas go tiġ Dé, agus an tsliġe oile a steaċ go Gibeah annsa maċaire) timċioll tríoċad fear do Israel.

32. Agus a dubradar clann Bheniamin, atáid so ar na mbualaḋ fós romhainn mar an ccéad uair: as a dubradar clann Israel, teiṫiom rompa, agus tairringeam ón ccaṫruiġ iad, ċum na sliġe móire.

33. Agus d'éiriġeadar fir Israel uile suas as a náitib, agus do ċuireadar iad féin a nórduġaḋ caṫa an Baal-támar: agus tangadar luiġeaċáin Israel amaċ as a náitib, eadhon as móinféaruiḃ Ghibeah:

34. Agus tangadar a naġaiḋ Ghibeah deiċ míle fear toġṫa amaċ as Israel uile, agus do bí an caṫ doilġe; aċ ċeana ní raiḃ a ḟios aca go raiḃ olc a bfogus dóib.

35. Agus do claoiḋ an Tiġearna Beniamin roimhe Israel, agus do marbadar clann Israel do na Beniamiteaċaib an lá sin, fiċe agus cúig míle agus céad fear: do tairngiodar so uile cloiḋiom.

36. Annsin do ċonncadar clann Bheniamin gur claoiḋeaḋ iad féin: oir do léigiodar fir Israel na Beniamitiġ orra, do ċionn go raiḃ dóiġ aca as na luiġeaċánuiḃ do ċuireadar gaċa taoba do Ghibeah.

37. Agus do rinneadar na luiġeaċáin deitnios ċuca, agus do lingeadar ar Ghibeah, agus an ttabairt comarṫa uata, do ḃuaileadar an ċaṫair uile le faobar an ċloiḋim.

38. Annois do bí comarṫa cinnte eidir fearuiḃ Israel agus na luiġeaċáin, go ndéanaidís lasair mór maille re deataiġe ag éiriġe suas as an gcaṫruiġ.

39. Agus a nuair do iompoiġeadar fir Israel ar a nais annsa ccaṫ, do ṫionnsgain Beniamin timċioll tríoċad fear d'Israel do marbaḋ; óir a dubradar, go deimin atáid siad ar fágbáil romhainn, amhail is annsa ċéad ċaṫ.

40. Acht a nuair do ṫionnsgain an lasair éirġe suas as an ccaṫruiġ, maille re néull deataiġ, d'amhairceadar na Beniamitiġ na ndiaiġ, agus féuċ, do éiriġ lasair na caiṫreaċ suas go neam.

41. Agus a nuair do filleadar fir Israel a ris, do ġab uaṫbás fir Bheniamin; óir do ċonncadar go ttáinig olc ċuca.

42. Uimesin do iompoiġeadar a ccúl roimhe ċloinn Israel a sliġe an ḟásaiġ, as rug an caṫ orra: agus do marbadar ann a lár an luiṫ táinic amaċ as no caiṫreaċaib oile.

43. [ Mar so ] do iaḋadar timċioll na Mbeniamiteach fa gcuairt, agus do ṫiomáineadar iad, agus do saltradar orra síos gan doċamal, tall as coinne Ghibeah leiṫ re héirġe na gréine.

44 Agus do ṫuit ann sin do Bheniamin oċt míle dhéag fear; fir ċalma iadso uile.

45. Agus do filleadar, agus do teiṫeadar leiṫ ris an bfásach go carraig Rimmon: agus do díogglomadar díob ar na sliġtib móra cúig míle fear, agus do leanadar orra go daingean go Gidom, agus do marbadar dá míle fear díob.

46. Ionnus gur bé ar ṫuit do Bheniamin an lá sin, fiċe agus cúig míle dfear do tarraing cloiḋeaṁ: fir ċalma iadsin uile.

47. Ach * do filleadar sé ċéad fear, agus do teiṫeadar ċum an ḟásaiġ go carraig Rimmon: agus d'fanadar a gcarraig Rimmon ceiṫre mhí. * Caib. 21.13.

48. Agus do iompoiġeadar fir Israel a ris ar ċloinn Bheniamin, agus do marbadar iad le faobar an ċloiḋim, araon daoine gaċa caiṫreaċ, agus an tainmiḋ, agus fós a nuile ní dá bfuaradar: do ċuireadar mar an gcéadna na caiṫreaċa uile, mar a ttangadar tré teiniḋ.

## CAIB. 21.

ANois tugadar fir Israel mionna a Mispeh, dá rádh, ni tiubhra éinneach againne a inghean do Bheniamin na mnaoi.

2. Agus tangadar an pobal go tigh Dé, agus dfanadar ann go nóin a lathair Dé, agus do tógbadar suas a nguth, agus do ghuileadar go geir.

3. Agus a dubhradar, a Thighearna Dia Israel, creud fá ttárla so ann Israel, go mbiath a niugh treabh dearbhuidh ann Israel?

4. Agus tárla ar na mhárach gur éirgheadar an pobal go moch, agus go ndearnadar altóir ann sin, agus gur offráladar iodbhairt loisce, agus offráil síothchána.

5. Agus a dubhradar clann Israel, Cia atá a measg uile threabha Israel, nach ttáinic suas ris an ccomhthionól cum an Tighearna? óir tugadar mionna móra a ttaobh an té nach dtáinic suas cum an Tighearna go Mispeh, gha rádh, cuirfighear go deimhin cum báis é.

6. Agus do ghab aithreachus clann Israel fa na ndearbhrathair Beniamin, agus a dubhradar, atá treabh ar na gearradh thrid amach ó Israel a niugh.

7. Creud dhéanam fa mhnáibh don mhéid mairios, do bhrigh go ttugamar an Tighearna mar mhionnuibh, nach dtiubhramaois ar ningheana dóibh mar mnáibh?

8. Agus a dubhradar, cia an dream do threibh Israel nach dtáinic suas go Mispeh chum an Tighearna? agus féch, ni tháinic éinneach don champa ó Iabes-Gilead chum an chomhthionóil.

9. Oir do háirmheadh an pobal, agus féch ni raibh éinneach do áitreabhaib Iabes-Gilead ann sin;

10. Agus do chuireadar an comhthionól uatha ann sin dá mhíle dhéag

fear don droing bá beódha díobh, agus dathnigheadar díobh, ga rádh, éirghidhe, marbhuidh áitreabhuigh Iabes-Gilead le faobhar an chloidhimh, na mná fós agus na leanbha.

11. Agus sé so an ní do dhéntaoi, * sgriosfuidhe thrid amach gach uile fhearrda agus gach uile bhanda do luidh le fear. *Vibhr. 31. 17.*

12. Agus fuáradar a measc áitreabhach Iabes-Gilead ceithre chéd maighdion óghmná ag nach raibh fios fir le luighe re fear ar bith: agus tugadar leó iad don champa go Siloh, noch atá a ttír Chánaan.

13. Agus do chuireadar an comhthionól uile daóine do labhairt re cloinn Bheniamin, noch do bhí ar charraig Rimmon dá ngairm go síothchánta.

14. Agus táinic Beniamin a ris san namsin, ⁊ tugadar na mná dóibh noch do chumdaigheadar beó do mhnáibh Iabes-Gilead: gidheadh fós ni thugadar mar sin a ndiol dóibh.

15. Agus do ghab aithreachus an pobal fá bheniamin, do chionn go ndearna an Tighearna briseadh a ttreabhuibh Israel.

16. Ann sin a dubhradar seanóiridh an chomhthionóil, creud do dhéanam dfagháil ban don mhéid mhairios, ó sgriosadh na mná as beniamin?

17. Agus a dubhradarsan, caithfidhior oighreas do beith ag an mhéid do chuaidh as do bheniamin, chor nach sgriostar amach a ttreabh ó Israel.

18. Gidheadh ni féadmaoid mná do thabhairt dóibh dar ningheanaibh féin, óir tugadar clann Israel mionna, dá rádh, go ma mallaigh an té bheirus bean do bheniamin.

19. Ann sin a dubhradarsan, féch, ata feasta don Tighearna a Siloh gacha bliadhna, noch atá don táob thuáidh do bhetel, don táoibh soir don tslighe móir, noch téid suas ó bhetel go Schechem, agus táob ó dheas do Lebonah.

20. Uime sin do aithnigheadar do chloinn bheniamin, gha rádh, éirghidh, agus cuirigh luidheachán an sna fíneamhnuibh:

21. Agus

21. Agus féċuiḋ, agus tugaiḋh aire má ṫigid ingḡna Shiloh amach do ḋénam rinnġṫe, annsin tigiḋsi amaċ as na fíneṁnuiḃ, agus glacaḋ gaċ énduine aguiḃ a ben féin d'ingenuibh Shiloh, agus éirgiḋe go tír bheniamin.

22. Agus is amluiġ biaś, a nuair ṫiocfaid a naiṫre, nó a ndeġbráiṫre do ċasaóid riñe, go naibéoram riu, biṫí muinterḋa riu ꝫ ar soinne, do ċionn nar sábálamar a ben féin dá gach nduine anns a ċogaḋ; óir ni sibsi ṫug dóib a nuairsi, ar go mbiaḋ sibh ciontach.

23. Agus do rinneadar clann Bheniamin mar sin, agus tugadar mná ċuca do réir a nuiḃre don lucht bí ag damsa, noċ ꝫ a rugadar: agus d'imṫiġeadar, agus d'filleadar dá noiġreaċt, agus do aṫnuaiḋeadar na caiṫreaċa, agus do áitreḃadar ionnta.

24. Agus d'imṫiġeadar clann Israel rompa as sin an tansin, gach áon dá ṫreib féin, agus ċum a ṁuintire, agus d'imṫiġeadar amach as sin gaċ áon dá oiġreaċt féin.

25. * Ni raib Riġ ar biṫ a nIsrael annsna láeṫibsin; do níoḋ gach nduine an ni buḋ toil leis féin.

* Caib. 17. 6. & 18. 1. & 19. 1.

# Leabhar Rut.

## Caib. I.

ANois tárla annsna laeṫib a
rabadar na breiṫeaṁuin na
nuaċtaránuib, go raib gor-
ta sa ḋúiṫċe; agus do
ċuáiḋ duine áiriġ do Bhe-
telem-Iúdah do ċomnuiḋe go tír
Mhoab, é féin agus a bean agus a
ḋias mac.
2. Agus do bé ainm an duine E-
limelech, agus ainm a ṁná Noami,
agus ainm a ḋeise mac Mahlon a-
gus Chilion, Ephratitiġ ó Bhetlehem-
Iúdah: agus tangadar a steaċ go
ḋúṫaiġ Mhóab, agus dfanadar ann-
sin.
3. Agus fuáir Elimelech fear
Noami bás, agus do fágbaḋ ise a-
gus a ḋias mac.
4. Agus do ġabadarsan mná
cuca féin, do ṁnáib Mhóab: Orpah
dob ainm do ṁnaói ḋíob, agus Rút
ainm na mná oile: agus do ċomnui-
ġeadar annsin timċioll ḋeiċ mbliaḋan.
5. Agus fuáir mar an ccéadna,
Mahlon agus Chilion bás araon: a-
gus do fágbaḋ an bean gan ṁaca gan
ḟear.
6. Ann sin do éiriġ si maille re
na bainċleaṁnuib, ċor go bfilleaḋ si
as tír Mhoab: óir do ċúalaiḋ si
a ttír Mhoab, mar do ḟiosruiġ an
Tiġearna a ṗobal le tabairt aráin
ḋóib.
7. Uime sin do ċuáiḋ si amaċ as
a náit ann a raib si, agus a ḋias
bainċleaṁna lé, agus do ġluáisio-
dar san tsliġe do ḋul tar a nais go
tír Iúdah.
8. Agus a dubairt Noami re na
ḋias bainċleaṁnuib, éirgiḋe filleaḋ gaċ
aon agaib go tiġ a maṫar, go ndéan-
na an Tiġearna go trócaireach rib, mar
do rinneabairsi ris na marbuib, agus
riomsa.
9. Go ttugaiḋ an Tiġearna ḋaóib
suaimneas dá gaċ áon agaib a ttiġ a
fir: annsin do ṗóg si iad, agus do
ṫógbadarsan súas a nguṫ, agus do
ġuileadar.
10. Agus a dubradar ria, go
deiṁin fillfimne leat a gcionn do
ḋaóine.
11. Agus a dubairt Noami, filliḋ
a inġeana, creud fa raċaiḋ sib liom-
sa? an bfuilid fós mic am broinnse do
biaḋ na bfearuib agaib?
12. Filliḋ, a inġeana, imṫiġiḋ roim-
uib; óir atáimsi ro ḟoirfe do beith
ag fear: dá nabruinn, atá dóṫċus a-
gum da mbeiṫ fear agum fós a nosd,
agus fós go mbéaruinn mic:
13. An bfanfaḋ sibsi riu, nó go
bfásaidís? an bfanfaḋ sib riu ó
ḟearuib do beiṫ agaib? ní headh a inġea-
na, óir goilliḋ orum go mór ar bur
sonsa, go ndeaċaiḋ láṁ an Tiġearna
amaċ am aġaiḋ.
14. Agus do ṫógbadarsan a
nguṫ ós áird, agus do ġuileadar a ris:
agus do ṗóg Orpah a maṫair, act do
ċeangail Rút ria.
15. Ar a naḋbarsin a dubairt
sisi, féuċ dfill do ċoimċliaṁuin ar a
hais a ccionn a daoine, agus a gcionn
a dée; fillsi a ndiaiġ do ċoimċleaṁ-
na.
16. Agus

16. Agus a dubhairt Rút, ná hiarr orum thréigbháil, nó filleadh ó bheith ad leanmhuin: óir gidh bé áit a racha tú, racha mé ann; agus mar a ngába tú lóistin is an biadsa: is iad do dhaoine bus daoine damhsa, agus do Dhia bus Dia dam:

17. Mar a bhfuighe tú bás is ann geabhadsa, agus is ansin adhlaicthear mé: go ndeárna an Tighearna marsin liomsa, agus fós ní is mó, má dhealuighionn éinní acht bás riot mé.

18. A nuair do chonnairc si go raibh si comhdhaingion sin a nintinn chum dul lé, ansin níor labhair si ní is mó ria.

19. Mar sin do imthigheadar araon, nó go ttangadar go Betlehem: agus tárla a nuáir thangadar go Betlehem, gur buaidhreadh an chathair uile na ttimcheall, agus go nabradois, ni so Naomi?

20. Agus a dubhairt sisi riu, ná goiridh Noami dhiomsa, goiridh Mára diom; óir do roinn an tuilechumhachtach go roisearbh rium.

21. Do chuáidh mé amach lán, agus thug an Tighearna don baile mé a ris folumh; uime sin creud fa ngoirti Noami diom, ó rinne an Tighearna fiadhnuise a magaidh, agus gur smachtuigh an tuilechumhachtach mé?

22. Mar sin do fhill Noami, agus Rút an Mhóabiteach a baincliamhuin maille ria, noch do fhill as tír Mhóab, agus tangadar go betlehem a ttosach fóghmhair na heorna.

CAIB. 2.

Agus do bhí fear gaoil ag Noami a ttaobh a fir, duine cumhachtach a saidhbhrios do shliocht Elimelech, agus a sé dob ainm dó boas.

2. Agus a dubhairt Rút an Mhoabiteach re Noami, léig damhsa a nois dul fan machaire, chum desa arbha do dhioghluim a ndiáigh an té a bhfagha mé grása iona radharc: agus a dubhairt sisi ria, imthigh a inghean.

3. Agus do imthigh sisi, agus tháinic si, agus do bhi ag dioghluim dheuis a ndiaigh na mbuanaigh ansa machaire: agus tárla a ndán di teagmháil ar an gcuid don mhachaire, noch fa le boas, noch do bhi do shliocht Elimelech.

4. Agus féch, tháinig Boas ó bhetlehem, agus a dubhairt ris na buanuighibh, go raibh an Tighearna maille ribh: agus do fhreagradarsan é, ghá rádh, go mbeannuigh an Tighearna thusa.

5. Ann sin a dubhairt Boas re na sheirbhfoghantuigh do frithuigh ós cionn na meithle, cia ar leis an cailinsi?

6. Agus do fhreagair an seirbhfoghantuigh do cuireadh ós cionn na meithle, agus a dubhairt; ag so cailin an Mhóabitigh tháinic ar a hais as tír Mhóab lé Noami:

7. Agus a dubhairt si, guidhim tú, léig dam desa do dhioghluim ⁊ do tionól a ndiaigh na meithle a measc na bpunnann: mar sin do tháinic si, agus dfan ó maidin gus a nois, acht gur fan si tamall beag ansa tigh.

8. Ann sin a dubhairt Boas re Rút, nach ccluinn tú, a inghean? ná héirigh do dhioghluim chum áon machaire oile, agus ná fág so, acht fan ann so go daingion a naice mo chailinedsa.

9. Bidis do shúile ar an machaire a mbéid siad ag buáin, agus lean iad: nac ar fuagair misi do na hógánaibh gan buáin riot? agus a nuáir bias tart ort, imthigh chum na soithech, agus ibh deoch as an ni do tairngiodar na hóganuigh.

10. Ann sin do thuit sisi ar a haghaidh, agus do umhluigh si i féin gus an ttalamh, agus a dubhairt ris, creud fá bhfuáir misi grása ann do radharc, as a mbeartá aithne orum, agus mé am coimhtheach?

11. Agus do fhreagair Boas, agus a dubhairt ria, do taisbenadh damhsa go hiomlán.

hiomlán a nuile ní dá ndearna tú dot
bhainċliamhuin ó fuair ṫfear bás : agus
mar ḋfág tú hathair, agus do ṁáthair
agus an tír ann ar rugaḋ tú, agus
mar ṫáinig tú a ccionn daoine nar ḃait-
tnid ḋuit roimhe so.
12. Go ccúitiġ an Tiġearna
do ṡaoṫar riot, agus go bfaġa
tú luaiġeacht iomlán ón Tiġearna Dia
Israel, a ttáinig tú fa na sciaṫánuibh,
do ċur ḋóiṫċis ann.
13. Ann sin a dubhairt sí, faġaim fa-
bhar ad laṫair a Tiġearna do ċionn go
ttug tú sólás dam, agus gur la-
bhair tú go muinnteardha red ṡeirbhísiġ,
ma tá nach bfuilim cosmhuil re haon dot
ċailínibh féin.
14. Agus a dubhairt Boas ria, tárr
annso a naimsir bidh, agus iṫ don arán,
agus tum do ġreim annsa bfínéagra.
Agus do ṡuiḋ sí láimh ris na buanaiġibh,
agus do ṡíneaḋ seision grán doite ḋi,
agus duaiḋ sí go raibh sí sáiṫeach
agus gur ḟág sí fuiġioll.
15. Agus a nuair do eiriġ sí suas
do ḋioġluim, do áitin Boas dá óganachaibh
ga rádh, ná bacaiḋ ḋi dioġluim do
dhéanamh a measc na bpunann, agus ná
cuiridh náire uirre.
16. Agus léigiḋ tuitim do ċuid do
na dórnanuibh ar lár ḋéantoisg roimpe,
agus fágbhuiḋ iad, go ndioġlumuiḋsi
iad, agus na haṫisiġiḋ í.
17. Marsin do rinne sí dioġluim
annsa maċaire go tráṫnóna, agus do
lom sí an dioġluim sí, agus do bhí
sé timċioll Ephah eórna.
18. Agus do ṫóg sí air a muin é,
agus do ċuaiḋ don ċaṫair : agus air
bhfaicsin dá maṫairċliamhuin an dio-
ġluim sí, agus gur ṫarraing sí amaċ
agus go ttug ḋi an ṫaisgiḋ sí ḋéis
beiṫ sáiṫeach.
19. A dubhairt a maṫairċliamhuin riá,
cáit a ndearna tú dioġlum a niuġ?
agus cáit ar ṡaoṫraiġ tú? go mad
beannuiġ an té do ċuir aiṫne ort; agus
dinnis sisi dá maṫairċliamhuin cia a
bfoċair ar dioġluim sí sin, agus a
dubhairt sí, a sé ainm an té a bfoċair
ar ṡaoṫruiġ mé a niuġ, Boas.
20. Agus a dubhairt Noami ré na
bainċliamhuin, go mad beannuiġ eision ón
tTiġearna, noċ nar ḋearmuid a ċinéul
don ḃeó, agus don ṁarḃ : agus a
dubhairt Noami ria, atá an té sin fo-
gus a ngáol ḋúinn, áon do na dáoinibh
gáoil is foigse ḋúinn.
21. Agus a dubhairt Rút an Moa-
bitech, a dubhairt sé fós riom, caiṫfiḋ
tú beiṫ go daingion láimh rem óganaċ-
aibh, nó go ccríoċnuiġid siad mfoġ-
ṁar uile.
22. Agus a dubhairt Noami re na
bainċliamhuin Rút, is maiṫ do ḋéana
tusa a inġion dul amaċ lena ċailínibh-
sion, ċor nach ttegmaiḋ riot a
nguinmaċaire oile.
23. Marsin ḋfan sí go cinnte a
bfoċair ċailineaḋ Bhoas do dioġlum go
deireaḋ foġṁair na heórna, agus foġ-
ṁair na cruiṫneaċta : agus do rinne sí
coṁnuiġe a bfoċair a maṫairċléimhna.

## CAIB. 3.


N sin a dubhairt Noami a
maṫairċliamhuin ria, a inġen,
nach iarrfa misi suaimhneas
ḋuitsi, ċor go mbeiṫear go
maiṫ agad?
2. Agus anois nach bfuil Boas dar
ccineadhne, a raibh tusa a bfoċair a
ċailíneaḋ? féch biaiḋ sé ag cáṫaḋ
eórna a nochd ar urlár an bhuailte.
3. Nigh tú féin air a nadhbharsin,
agus ungaiḋ tú féin, agus cuir hé-
dach umad, agus eiriġ síos ċum a
nurlair, acht ná léig haiṫne ċum a nó-
glaich, nó go scuirfiḋ sé diṫe
agus ól.
4. Agus is amhluiḋ biás, a nuáir
luiḋfios sé síos, go gcuirfe tusa
comhartha ar a náit a luiġfe sé, agus
raċaiḋ

racaid tusa a stech, agus tóg an tslóach dá chosaibh, agus luigh síos, agus innéosaidh sé dhuit cred dhénas tu.

5. Agus a dubhairt sisi ria, gacha nabhair tú riom do dhénamh é.

6. Agus do chuáidh si síos chum an láir, agus do rinne gach ni dá ndubhairt a mathairchliamhna ria.

7. Agus a nuair a duáigh agus dib boas ni, agus go raibh a chroidhe súgach, do cuaidh sé a luidhe láimh ré cárn a narba, agus táinic sisi go min, agus do nocht si a chosa, agus do luigh si síos.

8. Agus tárla san meadhon oidhche, go raibh eagla ar a nóglach, agus do iompóigh é féin; agus féuch, do bhi bean na luidhe agá chosaibh.

9. Agus a dubhairt seision, cia thusa? agus do fhreagair sisi, atáimsi Rút do banóglach; cuir ar a nadhbharsin do chuimhne do banóglaigh, óir is bráthair fogus gáoil tú.

10. Agus a dubhairt seision, go madh beannuighe biás tusa ón Tighearna, a inghean: óir is mó an cineul do thaisbein tú fá dheireadh ná ar ttosach, do bhrigh nár lean tú dáoine óga, madh saidbhir no daidhbhir.

11. Agus a nois, a inghean, ná biodh eagla ort, do dhéna misi dhuit gach luimh iarrus tú: óir atá a fhios ag cathair mo dháoineadhsi uile gur bean subhailceach tú.

12. Agus anois is fíor gur bráthair fogus gáoil dhuit misi: as cena atá bráthair as foigsi ná mé.

13. Fan a nocht, agus is eadh biás de ar maidin, má choimhlionann sé dhuitsi an ni is dúal do bhráthair gáoil, biodh go mait, dénadh sé mar is dúal do bhráthair gáoil: as muna ndearna sé dhuit mar is dúal do bhráthair gáoil, ansin do dhéna misi dhuit mar is dúal do bhráthair gaoil, fá mar mhairios an Tighearna: luidh síos go maidin.

14. Agus do luidh si agá chosaibh go maidin; agus déirigh si sul dob eidir le duine aithne do bhreith ar dhuine

re chéile: agus a dubhairt seision, ná biodh a fhios go ttáinic bean fá nurlar.

15. Agus a dubhairt sé mar an gcéadna, tabhair leat an brailín atá agad umad, agus connaimh i: agus a nuair do chonnaimh si i, do tomhais seision sé miosúir eórna, agus do chuir air a muin iad: agus dimthigh si don cathraigh.

16. Agus a nuair táinic si chum a mathairchleamhna dubhairt si, cia thusa a inghean? agus dinnis sisi di gach a ndearna an tóglach ria.

17. Agus a dubhairt si, thug sé na sé miosúir eórnasa dhamh; óir a dubhairt sé riom, ná héirigh folumh a ccionn do bhainchleamhna.

18. Annsin a dubhairt sisi, suidh go suáimhneach, a ingion, nó go bfeasa tú cionnus racus an chúis: óir ni bia an tóglach suáimhneach, nó go ttuga sé na neitesi a gcrich a niugh féin.

---

# Caib. 4.



Annsin do chuáidh boas suas chum an gheata, agus do shuidh sé síos ansin: agus féuch, táinic an bráthair gaoil ar labhair boas, re na thaobh; a dubhairt seision ris, hó thusa, gab a leith suidh síos ann so: agus do táinic seision, agus do shuidh sé síos.

2. Agus do goir sé dá fhearaibh déag do sheanoiribh na caithreach, agus a dubhairt, suidhidh síos annso: agus do shuidheadar síos.

3. Agus a dubhairt seision ris an mbráthair gáoil, atá Naomi noch do fhill a ris as tír Mhoab ag reic póirdín dhúthaighe bá lé ar mbráthair Elimelech.

4. Agus do smúain misi a innsin dhuitsi, ga rádh, ceannuigh é a láthair na náitreabhachsa, agus a láthair sinsior mo

 pobail;

ṗobuil: má ḟúarġlan tú é, fuarguil é; ar muna bḟuargla tú é, ainnsin innis damsa go a mbia a ḟios agum: óir ni bḟuil ḋuine re a ḟuarglaḋ ar tusa, agus atáimsi ad ḋiaiġ; agus a dubairt seision, fuaisgeola misi é:
5. Ann sin a dubairt Booz, giḋ bé lá ċeinneoċus tú an ferann ar láim Noami, caiṫfiḋ tú mar an gcéadna a ċennaċ ó Rút an Mhoabitech, bean an ṁairb, do ṫógbáil anma an ṁairb súas ar a oiġreaċt.
6. Agus dubairt an braṫair, ni ḟéduimsi a ḟúarglaḋ ḋam féin, deagla go millfinn moiġreas féin: fuasguilsi mo ċeartsa ḋuit féin, óir ni ḟéduimsi a ḟúarglaḋ.
Deut. 25. 7. 9. 7. * Anois bá é so fa gnáṫ san tseanaimsir an Israel a ttáob fúasgalta agus a ttáob malairte do ḋaingniuġaḋ a nuile neiṫe; do bearaḋ duine a bróg ḋe, agus do beireḋ dá ċomarsain i; agus bá fiaḋnuisi so an Israel.
8. Uime sin a dubairt an fer gáoil re Booz, ceannuiġ ḋuit féin é: mar sin do ṫarraing sé a bróg ḋe.
9. Agus a dubairt Booz ris na sinnsearaib, agus ris an bpobal uile, as fiaġnuisi sibsi a niuġ gur ċeannuiġ misi a nuile ni ba le Elimelech, agus an méiḋ ba lé Chilion agus le Mahlon ar láim Noami.
10. Mar an gcédna do ċeannuiġ mé Rút an Mhoabitech, bean Mhahlon mar ṁnáoi ḋam féin, do ṫógbáil anma an ṁairb súas iona oiġreaċt, ionnus naċ gearrfuiḋe ainm an ṁairb amaċ ó na ḋearbraiṫrib agus ó ġeata a ionaid: is fiaġnuise sibsi san ló a niuġ.
11. Agus a dubradar a raib do ḋáoinib ann sa ġeata, agus na sendóiriġ, is fiaġnuisi: go ndéarna an Tiġearna an bean ṫáinic dot ṫiġ cosṁuil re Rachel agus re Leah, noch is iad an diás sin do ċuir súas tiġ Israel: agus déanasa go morḋa ann Ephratah, agus bi oirḋeirc a Mbetle-hem.
12. Agus bioḋ do ṫiġ amhuil tiġ Phares, (noċ rug * Tamar do Iubah) don tsliocht do bearfa an Tiġearna ḋuit ón ṁnáoi óigsi. * Gen. 38. 29. 1 Croin. 2. 4. Math. 1. 3.
13. Marsin tug Booz Rút, agus do bi na ṁnáoi aige, agus a nuair do bi sé aice, tug an Tiġearna toirrċios ḋi, agus rug sí mac.
14. Agus a dubradar na mná re Noami, go maḋ beannuiġ an Tiġearna naċ ar fág tusa a niuġ gan braṫair gáoil, ċor go mbia a ainm oirḋeirc a Nisrael.
15. Agus biaiḋ sé na ḟer aisig ar do ṡáoġal, agus na altrannn dot áois foirfe: óir si do inġean-ċliamuin do rug é, noċ do ġráḋuiġ tusa; noċ is feárr ḋuitsi ná móirseision mac.
16. Agus do ġlac Noami an leanam, agus do ċuir ann a bpollaċ é, agus do bi si na banaltrann aige.
17. Agus tugadar na mná a comarsana, ainm ḋó, ga ráḋ, rugaḋ mac do Noami, 7 tugadar Obed dainm ḋó: sé sin aṫair Iesse aṫair Ḋháibi.
18. Anois is iad so ginealuiġ Phares, do ġin * Phares Hesron, * 1 Croin. 4. 1. Math. 1. 3.
19. Agus do ġin Hesron Ram, 7 do ġin Ram Aminadab,
20. Agus do ġin Aminadab Naason, agus ġin Naason Salmon,
21. Agus do ġin Salmon Booz, agus do ġin Booz Obed,
22. Agus do ġin Obed Iesse, agus do ġin Iesse Dáibi.

lea-

# AN CEAD LEABHAR DO SHAMUEL, DA NGOIRTHIOR CEAD LEABHAR NA RIOGH.

## CAIB. I.

ANois do bhí duine áirighe ó Ramataim-sophim do shliabh Ephraim, agus dob é a ainm Elcanah mac Ieroham, mic Elihu, mic Tohu, mic Suph, Ephratitech:

2. Agus do bhádar diás ban aige, Hanah ainm mná díobh, agus Peninnah ainm na mná oile: agus do bhí clann ag Peninnah, acht ní raibh clann ar bith ag Hanah.

3. Agus do thiagh an fear sa suas as a chathraigh féin * gacha bliadhna, dadhradh agus do ofráil iodhbartha do Dhia na sluagh a Siloh: agus dob iad dís mac Eli, Hophni agus Phinees bá sagairt an Tighearna ann sin.

* Deut. 16. 16.

4. Agus a nuair do bhí an tam a nofrála Elcanah iodhbairt, tug sé roinn do Pheninnah dhá mhnaoi, agus dá cloinn mac, agus inghean uile:

5. Acht do Hanah tug sé roinn dúbalta: óir dob ionmhuin leis Hanah: acht do dhruid an Tighearna a broinn.

6. Agus do fheargaigh a heascara go mór í, dá cur ar cuthach, dóbhrigh gur dhruid an Tighearna a broinn.

7. Agus mar do níodh sé sin gacha bliadhna, a nuair do thiagh sisi suas go tigh an Tighearna, mar sin do bhuaidhreadh sí í: uime sin do ghuileadh sí, agus ní itheadh sí cinni.

8. Ann sin a dubhairt Elcanah a fear ria, a Hanah, cred fá ngoileann tú? cred fá nach itheann tú biadh? agus cred fá bhfuil do chroidhe dubhach? nach fearr dhuit misi agad ná deichneabhar mac?

9. Ann sin do éirigh Hanah a ndiaigh a ndúadar biadh a Siloh, agus tar éis iad deoch dól: (anois do bhí Eli an sagart na shuidhe ar stól láimh re posta teampuill an Tighearna.)

10. Agus do bhí sí lán do dhoilgios intinne, agus do ghuidh sí an Tighearna, agus do ghuil sí go géar.

11. Agus tug sí móid, agus a dubhairt sí, a Thighearna na sluagh, má fhéuchann tú dá ríribh ar bhuaidhreadh do bhanóglaich, agus mo chuimhniughadh, agus gan do bhanóglach do dhearmad, acht go ttiubhra tú dod bhanóglaich geineamhain mic; ann sin do bhéara misi don Tighearna é ar feadh uile láethe a bheatha, agus * ní racha sgian bhearrtha ar a cheann.

* Vibhr. 6. 5. Breith. 13. 5.

12. Agus tárla mar do bhí sí ag urnaighe a bhfad a láthair an Tighearna, gur chomhairthigh Eli a béul.

13. Anois do labhair Hanah ann a croidhe, amháin gur chorruighedar a puisinigh, acht níor chlos a guth; uime sin do shaoil Eli go raibh sí ar meisge.

14. Agus a dubhairt Eli ria, gá fad bhias tusa ar meisge? cuir uait do chuid fíona.

15. Agus do fhreagair Hanah, agus a dubhairt, ní headh a Thighearna, as

bean agá bfuil a spiorad doilġiosach
mē; níor ib mē fion nó deoċ láidir,
aċt do ḋóirt mē manam amaċ a la-
ṫair an Tiġearna.
16. Ná meas do ḃanóglaċ do ḃeiṫ
na hinġin ag Belial: óir is as io-
mad mo ġearáin agus mo ḋoilġis do
labair mē go tti so.
17. Ann sin do ḟreagair Eli agus a
dubairt, imṫiġ a síoṫċáin, agus go
ndéonuiġ Dia Israel haṫċuinge ḋuit,
noċ do iarr tú air.
18. Agus a dubairt sisi, fagadh
do ḃanóglaċ grása ad fiaḋnuisi:
marsin do imṫiġ an bean roimpe, a-
gus duáiġ si biaḋ, agus ni raiḃ a
gnuis dulbir ni sa mó.
19. Agus do éirġeadar súas ar
maidin go moċ, agus do aḋradar a
laṫair an Tiġearna, agus do ḟilleadar,
agus tangadar dá ttiġ go Ramah:
agus do ḃi Elcanah agá ṁnaoi Ha-
nnah, agus do ċuiṁniġ an Tiġearna
uirre.
20. Uime sin tárla a nuáir ṫái-
nic a naimsir timċioll tar éis Ha-
nnah do ḃeiṫ torrach, go rug si mac,
agus tug Samuel dainm air, ga ráḋ,
do ċionn gur iarr mē ar an tTiġear-
na ē.
21. Agus do ċuáiḋ an tóglach
Elcanah, agus a ṁuintir uile súas
do ḋénam na hioḋbarta bliaḋnamla
don Tiġearna, agus do ċoimlíonadh a
ṁóide.
22. Acht ni ḋeaċaiḋ Hannah súas:
óir a dubairt si re na fear, ni raca
mē súas, nó go mbeantar an leanamh
do ċíċ, agus annsin bérad mē liom ē,
go ttaisbentar a laṫair an Tiġearna
ē, agus go bfanaiḋ annsin go bráṫ.
23. Agus a dubairt Elcanah a fear
ria; déna mar do ċitear duit féin, fan
nó go mbeantar do ċíċ ē, amáin go
ndaingniḋ an Tiġearna a focal: mar-
sin do fan an bean, agus tug cíoċ dá
mac nó gur oil si ē.
24. Agus a nuair do bean do ċíċ
ē, rug si lē súas ē maille re trí bu-
lógaiḃ, agus ephah plúir, agus bui-
déul fiona, agus rug go tiġ an
Tiġearna a Siloh ē: agus do ḃi an
leanaṁ óg:
25. Agus do ṁarbadar bulóg, a-
gus tugadar an leanaṁ ċum Eli.
26. Agus a dubairt si, ó a tiġ-
earna, mar ṁaireas hanum, a thiġearna,
is misi an bean do ṡeas ad foċair annso
ag guiḋe an Tiġearna.
27. Ar son an leinimsi do ḃi mē
ag guiḋe, agus tug an Tiġearna maṫ-
ċuinge dam, noch do iarr mē air.
28. Uime sin tug mē mar an gcé-
dna don Tiġearna ē, an feaḋ ṁairfios
sē, fillfiġter ċum an Tiġearna ē: a-
gus do aḋair sē an Tiġearna annsin.

## CAIB. 2.

AGus do guiḋ Hannah, agus
a dubairt, atá mo ċroiḋe só-
lásach annsa Tiġearna, do
hárduiġeaḋ maḋarc annsa
Tiġearna; do fairsingeaḋ mo ḃéul ós
cionn mo náṁad, do ċionn go ngáirdi-
gim ann do slánuġadsa.
2. Ni bfuil tinneach náomṫa mar an
tTiġearna: óir ni bfuil ann as tusa:
agus ni bfuil carraig ar bith mar ar
nDiane.
3. Ná labruiḋ ni sa mó com an-
uáibreachsin, ná tigeaḋ díomus a-
mach as bur mbéul: óir is Dia eól-
gach an Tiġearna, agus leision meas-
tar na gníomarta.
4. Do bristeaḋ boga na ndaóine ccu-
masach, agus an lus fuáir tuisleaḋ,
atáid crioslaiġṫe le neart.
5. Na daóine do ḃi lán, do ċuireg-
dar iad féin amaċ ar arán; agus
na daóine do ḃi ocrach do scuir-
eadar; ionnus go rug an naimriḋ mór-
seisear, agus an tē agá raiḃ mórán
cloinne go bfuil si ar ndul a lai-
ge.

6. Sē

* Deut. 32. 39. Regna. 16, 13. Tob. 13. 2.
6. * Sé an Tighearna marbhus, agus
aithbheóḋus: beiridh sé sios ċum na
huaiġe, agus do beir a nios.
7. Sé an Tighearna do ni daiḋbir,
agus do ni saiḋbir: cuiridh sé sios,
agus tóġbhuiḋ sé suas.
* Sal. 113. 7.
8. * Tóġbhuiḋ sé an boċt as an
luáiṫreaḋ, agus tóġbhuiḋ sé feaṙ iarr-
ta na déirce suas as an ccárnán
aoiliġ, dá ccur na suiḋe eidir ṗrionn-
saoiḃ, agus do ṫabhairt orra caṫaóir
ġlóire do sealbhuġaḋ: óir is leis an
Tighearna uáiṫniġe na talman, agus
do suiġe sé an doman orra.
9. Coimeodaiḋ sé cosa a naomh,
agus béid na cionntaiġ na ttosd an
ndorċadas: óir ni bhia ċineach buáiḋ
le neart.
10. Brisfiġear náimhde an Tighearna
* Caib. 7. 12.
na mireannaiḃ: * amách ó neimh do ḃéra
sé tóirneach orra: breaṫnoċuiḋ an
Tighearna cúaiṙṫ an domhain, agus
do bhéra sé neart dá Riġ, agus áir-
deoċaiḋ sé adharc a ungthaiḋ.
11. Agus dimṫiġ Elcanah go Rá-
mah dá ṫiġ, agus do riṅe an leanamh
ministralas don Tighearna a laṫair E-
li an sagairt.
12. Anois dob iad mic Eli mic
bhélial; níor aiṫniġeadar an Tigher-
na.
13. Agus do bé gnáṫ na sagart
ris an pobal a nuáir do offráladh
duine ar biṫ ioḋbairt, do ṫigeaḋ óg-
laċ an tsagairt a nuáir do bioḋ a
nfeóil dá bruiṫ, agus adal ṫri mbean-
ngán aṅ a láimh.
14. Agus do bhuaileaḋ sin san
noiġeann no san ccetel nó san ccoire
nó san bpota; an méid do beireaḋ an
tadal a nios do beireaḋ an sagart
sin ċuige féin: marsin do nidis a
Siloh ré na ttigeaḋ do na Hisraeli-
tiḃ aṅsin.
15. Mar an gcéḋna sul do lois-
geadis an méthus, do ṫigeaḋ seirḃfógan-
taiġ an tsagairt, agus a deireaḋ ris
an té do nioḋ an nioḋbairt, tabhair feóil
róstaḋ don tsagart: óir ni ġéba
sé feóil bruiṫe uáiḋ, aċ feóil amh.

16. Agus dá nabradh duine ar
biṫ ris, ná déindis failliġ ris an
méthus do losgaḋ ar báll, agus
beir leaċ mar is toil leḋ ṁeanmain: an-
sin do freaġeoraḋ seision é, ni heaḋ
aċ do bhéra tú dam a nois é, agus
muna ttugair, bhéra mé liom ar
éigin é:
17. Ar a naḋbarsin bá ro mhór
peacaḋ na nógánaċ a bfiaḋnaise an
Tighearna: óir do fuáiṫiġeadar daóine
ioḋbairt an Tighearna.
18. Acht do bí Samuel ag mini-
ostralas a laṫair an Tighearna na leanamh
ar na ċriosluġaḋ a ṅ * Ephod línéud-
* Exod. 28. 4.
aiġ.
19. Os a ċionn sin do nioḋ a ma-
ṫair cóta beag dó, agus do beireadh
ċuige é ó bliaḋain go bliaḋain, a
nuáir do ṫigeaḋ si a nios lé na fear
dofráil na hioḋbarta bliaḋnamla.
20. Agus do beannaiġ Eli Elca-
nah agus a bean, agus a dubhairt, go
ttuga Dia sliocht duitsi ris an mnaói
si ar son a niasaċta tugaḋ don Tigh-
earna: agus do ċhúadar dá náit
féin.
21. Agus dfioṙsruiġ an Tighearna
Hanah, ionnus gur toirrceaḋ í, agus
go rug triúr mac, agus dias inġean:
agus dfás an leanamh Samuel a bfia-
ḋnaise an Tighearna.
22. Anois do bí Eli ro ṡoirfe, a-
gus do ċúalaiḋ sé a ndeárnadar a
mic re Hisrael uile, agus mar do
luiġedis ris na mnáiḃ do ċruinniġeadh
ag dorus thabernacuil an ċoimṫion-
óil.
23. Agus a dubhairt sé riu, cred
fa ndéntaoi a leiṫeid so? óir do
ċluinim bur ndroiċġníoma ón pobal so
uile.
24. Ni heaḋ a ċlann, óir ni maiṫ
na túarasgbhála do ċluinim; do bear-
ṫaoi ar pobal an Tighearna peacu-
ġaḋ.
25. Má peacaiġeann neaċ a naġaiḋ
a ċéile, do ḃéra an breiṫeamh breiṫeam-
nus air: aċ má peacaiġeann duine a
naġaiḋ an Tighearna, cia labeorus
ar

ar a ſon? giḋeaḋ níor ċuireadarsan suim a mbriaṫruiḃ a naṫar, do bhrígh go muirfeaḋ an Tiġearna iad.

26. Agus d'fás an leanaṁ Sámuel ar a aġaiḋ, agus do bí a bfoġar araon ag an Tiġearna, agus fós ag daóiniḃ.

27. Agus ṫáinic óglaċ Dé go Héli, agus a dubairt ris, is marso a deir an Tiġearna, ar ḟoillsiġ misi mé féin go soilléir do ṫiġ haṫarsa, a nuáir do bádar san Négipt a ttiġ Pháraó?

28. Agus ar ṫoġ mé é as treibhuiḃ Israel uile, do beiṫ na ṡagart agum, d'ioḋbairt ar maltóir, do losgaḋ tuise, d'iomċar Ephod am ḟiaḋnuisi, agus * a ttug mé do ṫiġ haṫar a nuile ioḋbairt do dhéantaoi le teiniḋ ó ċloinn Israel?

* Lebbit. 10. 14.

29. Creud fá bpreabann siḃ ar mioḋbairt agus ar moḟráil, noċ do órduiġ mé ann mo ṫiġ? agus go nonóruiġionn tú do ṁic ós mo ċionnsa, dá bhur ndéanam féin méiṫ le príoṁṫuid gaċa hofrála mo ṗobail Israel?

30. Uime sin a deir Tiġearna Dia Israel, a dubairt mé go deiṁin go siobólaḋ do ṫiġse, agus tiġ haṫar am ḟiaḋnuisi go bráṫ: as anois a deir an Tiġearna, bioḋ sin a bfad uáim; óir an luċt onóruiġios mé, a siad do ḋéansa onórugaḋh, agus an luċt ṫarcuisniġios mé buḋ beag a meas.

31. Féch tiucfaiḋ na láeṫe, go ngearrfa misi do lám ḋíot, agus lám tiġe haṫar, ionnus naċ biaiḋ seanduine ann do ṫiġ.

32. Agus do ċífe tú náṁuid ann mo ṫiġsi, ann sa nuile ṡaiḋbrios noċ do bhéaras Dia d'Israel; agus ni biaiḋ seanduine ann do ṫiġsi go bráṫ.

33. Agus an duine dot ṁuintir naċ ngearrfa mé óm altóir, ṁairfiḋ sé do ṁilleaḋ do ṡúl, agus do ċráḋ do ċroiḋe: agus do ġeabhuid bisgeaċ do ṫiġe uile bás a sgoiṫ a naóise.

34. Agus biaiḋ so na ċomarṫa agad, noċ ṫiucfas ar do ḋias mac, ar Hophni agus ar Phinees, éugfuid araon a naonló.

35. Agus tóigfe mé súas dam féin sagart lán dfírinne, noch dhéanas do réir mar atá ann mo ċroiḋe, agus ann mintinn: agus tóigfe mé tiġ daingion dó, agus siubolaiḋ sé roiṁe mo unġṫaċ go bráṫ.

36. Agus tiucfaiḋ a ccriċ, gaċ uile ḋuine dá bfuiġfiġear ann do ṫighsi, go ttiucfa, agus go ccromfuiġ ċuige ar son ṗiosa airgid, agus ġreama aráin, agus déara sé, guiḋim ṫú, cuir misi a noifig éigin beanas ris an tsagartas, go bhféadfa mé greim aráin iṫe.

## CAIB. 3.

Agus do bí an leanaṁ Samuel ag minioſtralas don Tiġearna a laṫair Eli: agus bá mórluáiġ briaṫar an Tiġearna annsna laéṫib sin, ni raiḃ fios ós áird ann.

2. Agus tárla fa nám sin, a nuair do bí Eli na luiġe sios ann áit féin, agus ar ṫosuiġeadar a ṡúile ar a beiṫ dall, naċ ar léir dó;

3. Agus sul do ċuáiḋ lampa Dé as a ttempall an Tiġearna, mar a raiḃ áirc Dé, agus Samuel ar luiġe sios:

4. Gur ġoir an Tiġearna, agus gur ḟreagair seision, a atáim annso.

5. Agus do riṫ sé ċum Eli, agus a dubairt, atáim annso, óir do ġoir tú orum: agus a dubairt seision, níor ġoir mé ort, luiġ sios a ris. Agus do imṫiġ sé, agus do luiġ sé sios.

6. Agus do ġoir an Tighearna Samuel a ris, agus d'éiriġh Samuel, agus do ċuaiḋ sé go Héli, agus a dubairt sé, atáimsi annso: óir do ġoir tú orum, agus do ḟreagair seision, agus a dubairt, níor ġoir misi ort a ṁic, luiġ sios a ris.

7. Anois ní raiḃ fios an Tiġearna fós ag Samuel, agus ni mó do foillsiġioḋ

illsighioḋ briathar an Tiġearna ḋó fós.

8. Agus do ġoir an Tiġearna Samuel a ris an treas uáir, agus do eiriġ seision agus do ċuáiḋ go héli, agus a dubhairt, atáim annso: óir do goir tú orm; agus do thuig Eli gur bé an Tiġearna do ġoir an leanam.

9. Uimesin a dubhairt Eli re Samuel, imtiġ, luiġ sios, agus go madh amlaiḋ biás, má ġoirion sé ort, go naibeóra tusa, labhair a Thiġearna, óir do ċluin do seirbhiseaċ: marsin do imtiġ Samuel, agus do luiġ sios iona ionad féin.

10. Agus ṫáinic an Tiġearna, agus do ṡeas agus do ġoir mar na huairib oile, a Shamuel, a Shamuel: ann sin do ḟreagair Samuel, labhair, oir cluinid do ṡeirbhiseaċ tú.

11. Agus a dubhairt an Tiġearna re Samuel, féuċ do dhéna misi ni a Nisrael fá mbéid dá ċluais * gaċ aóin dá gcluinfiḋ é, ag fogarḋ.

* 2 Riogh. 21 12.

12. Annsa ló sin crioċnoċuiḋ mé a naġaiḋ Eli, a nuile ni dar labhair mé a ttaob a ṫiġe: a nuair ṫoisiġeoċus mé, dhéna mé crioċnuġaḋ mar an gcéadna.

13. * Oir diniss mé ḋó go mbéaruinn breaṫ ar a ṫiġ go bráṫ ar son a nuile ais aiṫnid ḋó féin: do bhriġ go ndearnadar a mic iad féin malluiġ, agus nar ṫoirmisg seision iad.

* Caib. 2 29 30. 31 &c.

14. Uime sin ṫug mé mionna do ṫiġ Eli, naċ glanfuiḋe éigceart Eli lé hiodhbhairt no lé hofráil go bráṫ.

15. Agus do luiġ Samuel go maidin, agus dfosguil doirsi ṫiġe Dé, agus do bi eagla ar Shamuel an nis dfoillsiuġaḋ do Eli.

16. Annsin do ġoir Eli Samuel, agus a dubhairt; a Shamuel a ṁic, agus do ḟreagair seision, atáim annso:

17. Agus a dubhairt sé, créd é an ni sin a dubhairt an Tiġearna riot? guiḋim tú, ná ceil orum é: go ndéanna Dia marsin riotsa, agus tuilleaḋ fós má ċeilionn tú éinni orum do na huile neiṫib a dubhairt sé riot.

18. Agus dinis Samuel ḋó gaċ uile ni, agus nior ċeil éinni air: agus a dubhairt seision, sé an Tiġearna é, déanaḋ sé an ni is áill leis féin.

19. Agus dfás Samuel, agus do bi an Tiġearna maille leis, agus nior léig aonḟocal dá ċomráḋ tuitim ċum na talman.

20. Agus do bi a ḟios ag cloinn Israel ó Dhan go Beersébha gur hórduiġeaḋ Samuel do beiṫ na ḟáiḋ don Tiġearna.

21. Agus do ḟoillsiġ an Tiġearna é féin a ris a Siloh: óir do ḟoillsiġ an Tiġearna é féin do Shamuel a Siloh lé breiṫir an Tiġearna.

## caib. 4.

Agus ṫáinic briaṫar Shamuel go hisrael uile; anois do ċuadar Israel ċum caṫa amaċ a naġaiḋ na bhPhilistineaċ, agus do ṡuiġeadar re taob Eben-eser, agus do ṡuiġeadar na Philistiniġ foslungport ann Aphec.

2. Agus do ċuireadar na Philistiniġ iad féin a nórduġaḋ a naġaiḋ Israel: agus a nuair do ċuadar na caṫa a gceann a ċéile, do cláoiḋeaḋ Israel roimhe na Philistiniġ: agus do ṁarbhadar don tsluaġ san maċaire timċioll ceiṫre míle fear.

3. Agus a nuair ṫangadar na dáoine don ċampa a dubradar sinsir Israel, creḋ far ċláoiḋ an Tiġearna sinn a niuġ roimhe na Philistiniġ? tugam ċugainn áirc ċunnarta an Tiġearna as Siloh, ionnus a nuair ṫiocfas ar measc, go ttárrṫoċuiḋ sinn ó láimh ar námad.

4. Uime sin do ċuireadar na dáoine sios go Siloh, ċor go ttiubraidis as sin áirc ċunnarta Thiġearna na slóġ, noċ ċomnuiġios eidir na Cherubims:

agus

agus do bádar dias mac Eli, Hophni agus Phineas ansin maille re háirc ċúnarta Dé.

5. Agus a nuair táinic áirc ċúnarta an Tiġerna don ċampa, do léigeadar Israel uile gáir mhór, ionnus gur ċumsgaiġ an talaṁ ḋe.

6. Agus a nuair do ċúaladar na Philistinig fúaim na gáire, a dubradar, cred fáṫ na gáire móire si a bforlongport na Nebhraiġeċ? agus do tuigeadar gur bi áirc an Tiġerna táinic don ċampa.

7. Agus do bi egla ar na Philistinig, óir a dubradar, táinic Dia don ċampa. Agus a dubradar, a mairg dúinne, óir ni ráib a leiṫeidsin róimhe so.

8. A mairg dúinne, cia sáorfas sinn ó láṁaib na Ndee gcumhachtachsin: siád so na Dée do búail na hÉgiptiġ ris na huile plágaib ansa bhfásach.

9. Biṫi láidir, agus déanaiḋ go fearaṁuil, ó a Philistinig, chor nach beiṫi bur seirbisigiḃ do na Hebhraiḋib, mar do * bádarsan dibse: déanaiḋ go fearaṁuil, agus troidiġ.

* Breath. 13. 1.

10. Agus do ṫroideadar na Philistinig, agus do claoiḋeaḋ Israel, agus do teiṫeadar gach áon aca a steach dá lóistin: agus do bi an tár ro mhór, óir do ṫuit d'Israel tríoċad mile coisiġ.

11. Agus do gabaḋ áirc Dé, agus do marbaḋ dias mac Eli, Hophni agus Phinees.

12. Agus do rioṫ duine do Bheniamin as an tslúaġ, agus táinic go Siloh an lá céadna, agus a éadach briste, agus cré ar a ċeann.

13. Agus a nuair táinic sé, féach do bi Eli na suiḋe ar stól do leṫtáoib na sliġeḋ ag feiṫeaṁ; óir do ċrioṫnaiġ a ċroiḋe fá áirc Dé. Agus a nuair táinic an tóglach don ċaṫraiġ, agus di innis sé sin, do éiġmeadar an ċaṫair uile.

14. Agus a nuair do ċualaiḋ Eli fúaim na ccomhairc, a dubairt sé, cred is ciall d'fúaim na coṁbúaldara? agus táinic an tóglach a steach go deifreach dá innse do Eli.

15. Anois do bi Eli os mbliadna ar nócad dáois, agus do bádar * a súile fa ċeó, go nach bfaiceaḋ sé [ éinni ] * Caib. 3. 4

16. Agus a dubairt an tóglach re Heli, as misi an té táinic as an tslúaġ, agus do teiṫ mé a niuġ as an tslúaġ: agus a dubairt seision, cred do rinneaḋ ann sin, a mhic?

17. Agus do freagair an teachtaire agus a dubairt, do teiṫeadar Israel roimhe na Philistinib, agus do bi fós ár mór a measg an phobail: do marbaḋ do dias macsa, Hophni agus Phinees, agus do gabaḋ áirc Dé.

18. Agus tárla a nuair do labair sé ar áirc Dé, gur ṫuit Eli as a stól a ndiaiġ a ċúil, le táoib an geata, agus do bris a ṁuineul, agus fuair sé bás: óir do bi sé na seanduine, agus é trom: agus do rinne sé breiṫeaṁnus ar Israel ceaṫraċad bliadan.

19. Agus do bi bean a mhic, bean Phinees, torrach agus a bfogus do (leanaṁ) breiṫ: agus a nuair do ċualaiḋ si na scéula gur gabaḋ áirc Dé, agus go bfuáir aṫair a fir bás, agus a fear féin, do ċlaon si i féin agus do bi ag tusmeaḋ: óir táinic a teinnes leimb uirre.

20. Agus a dubradar na mná do sheas na focair timcioll am a báis, ria; ná bioḋ eagla ort, óir rug tú mac: as níor freagair sisi, agus níor ċuir suim ann. * B/

21. Agus tug si Ichabód d'ainm air an leanaṁ, ga ráḋ, d'imṫiġ a nglóir ó Israel, do ċionn gur gabaḋ áirc Dé, agus ar son a cleamhna agus a fir.

22. Agus a dubairt si, do imṫiġ a nglóir ó Israel, óir do gabadh áirc an Tiġerna.

## CAIB. 5.

AGus do ghabhadar na Philistinigh Airc Dé, agus tugadar ó Eben-ezer go hAsdod í.

2. A nuáir do ghabhadar na Philistínigh airc Dé, tugadar í go tigh Dhágon, agus do chuireadar í láimh re Dágon.

3. Agus a nuáir do éirgheadar muintir Asdod ar na márach, féch, do bhí Dágon ar tuitim ar a aghaidh fa talumh a bfiaghnuise airce an Tighearna: agus do tógbhadar Dágon, agus do chuireadar na áit féin a rís é.

4. Agus a nuáir do éirgheadar go moch ar maidin ar na márach, féch do bhí Dágon ar tuitim ar a aghaidh fan talumh a bfiaghnuisi airce an Tighearna: agus cenn Dhágon, agus a dhá bhais ar na ngearradh de ar a táirsigh, amháin gur fágbhadh ceapán Dhágon aige.

5. Ar a nadhbharsin ní saltruid sagairt Dhágon nó aonduine dá ttig go tigh Dhágon ⁊ táirsigh Dhágon ann Asdod gus a niugh.

6. Ach do bhí lámh an Tighearna trom ar mhuintir Asdod, agus do sgrios sé iad, agus do bhuail sé iad lé* hemeróidibh, eadhon Asdod, agus a cóstadha.

*Ps. 78. 66.

7. Agus a nuáir do chonncadar muintir Asdod gur mar sin do bhí, a dubhradar, ní dhéanaidh airc Dé Israel comhnuidhe aguinne, óir atá a lámh go doiligh orrainn, agus ar Dágon ar ndia.

8. Do chuireadar teachta uadha ar a nadhbharsin, agus do chruinnigheadar Tighearnadha na bPhilistínech uile cuca, agus a dubhradar, cred do dhéanam re háirc Dé Israel? agus do fhreagradarsan, beirthear airc Dé Israel fa gcuáirt go Gát. Agus do rugadar airc Dé Israel fa gcuáirt don náit sin.

9. Agus is amhlaidh bhí tar éis iad a breith timchioll fa gcuáirt, go raibh lámh an Tighearna a naghaidh na cathrech re díothlaithriughadh romhór, ⁊ do bhuail sé daóine na cathrach ó bheg agus mór, agus do bhádar emeróidigh iona mallaibh secrétacha.

10. Uime sin do chuireadar airc Dé go hEcron, agus tárla mar tháinic airc Dé go hEcron, gur éighedar na hEcronitigh, dá rádh, tugadar timchioll airc Dé Israel chugainne dar marbhadh, agus do marbhadh ar muintire.

11. Mar sin do chuireadar teachta amach, agus do chruinnigheadar Tighearnaigh na bhPhilistínech uile, agus a dubhradar, cuiridh ar siubhal airc Dé Israel, agus léigther dí dul dá háit féin, ionnas nach marbhfaidh sí sinne agus ar ndaoine: óir do bhí díothlaithriughadh ar fud na cathrech uile: do bhí lámh an Tighearna ro throm ann sa náit sin.

12. Agus na daóine nach bfuair bás, do buailedh iad leis na hemeróidibh, agus do chuáidh comhghair na cathrech suas go neamh.

## CAIB. 6.

AGus do bhí airc an Tighearna a gcrích na bhPhilistínech secht mí.

2. Agus do chuireadar na Philistínigh gairm ar na sagartaibh, agus ar a lucht fáistine, dá rádh, cred dhéanam re háirc an Tighearna? innsigh dhúinn cred lé gcuirfeam dá háit féin í?

3. Agus a dubhradarsan, má chuirtighe ar siubhal airc Dé Israel, ná cuirid uáidh falamh í: acht ar gach uile

ċor cuirió uaiḃ ofráil ſárruiġ: an-
ſin leiġiſfiġear ſiḃ, nó biáiḋ a ḟios
aguiḃ creo fa nár ḟilleaḋ a lámh
uáiḃ.

4. An ſin a dubhradarſan, creo
é an nofráil ſárruiġ, noċ ḟillfiom
ċuige? Do ḟreagradarſan, cúig eme-
róid óir, agus cúig luca óir do
réir uimhre tiġearnaḋ na bhPhiliſtí-
neach: do ḃríġ gurab aonpláiġ do bí
orraiḃ uile, agus ar bur ttighearn-
aiḃ.

5. Oir a nuġ da ḋéantaoí iomáiġe
bur nemeróideaḋ, agus iomáiġe bur
luċ, noċ milleas an talum, agus bhér-
taoí glóir do Dhia Iſrael, dob éi-
dir go néttromeobaḋ ſé a lámh
ḋaoiḃ, agus dá bur ndéiḃ, agus dá
bur ndúiċe.

6. Ar a naḋbarſin creo fa gcru-
aiḋfeaḋ ſibſi bur gcroiḋe, mar do
ċruáiḋeadar na hÉgiptiġ, agus Phá-
rao a gcroiḋe? a nuġ do oibrigh
ſé go hiongantach na meaſc, a ne * nár léigeadar don pobal imteaċt? a-
gus dimtiġeadar.

*Exod. 12. 31.*

7. Anois ar a naḋbarſin déanaiḋ
ceart nuaḋ, agus glacaiḋ dá loilgiḋ,
ar nac ḋeachaiḋ cuing, agus ceanglaiḋ
na ba don ċeart, agus tugaiḋ na gam-
na don baile uáḋa:

8. Agus glacaiḋ áirc an Tig-
earna, agus cuiriġ ar an cceart i, a-
gus cuiriḋ na ſeóid óir noċ ḟillti
ċuige mar ófráil ſárruiġ, a ccóf-
ra ré na taóiḃ: agus cuiriḋ ar
ſiubal i, go nimtiġ ſí.

9. Agus feachaiḋ má gaban ſí
ſúas a ſliġe a cóſta féin go bet-
ſemeſ, an ſin ſé do riṅe an tolc
mórſa óruiṅe: as muna ngaba, an-
ſin aitenam nac í a lámſan do buáil
ſinn; acht gur cinemhain tháinig or-
ainn.

10. Agus do riṅeadar na daóine
ſin, agus do ġlacadar dá loilgiḋ,
agus do ċeangladar don ċaint iad,
agus do druideadar ar a láogaibh
ſan mbaile.

11. Agus do ċuireadar áirc an
Tiġearna anſa cceart, agus an cófra
guna lucaiḃ agus iomaiġeaḋ a ne-
meroḋ.

12. Agus do ġabadar na ba an
ráon dírech go ſliġe bhet-ſemeſ,
agus do imtiġeadar ar feaḋ na ſliġeaḋ
móire ag géimniġ mar do imtiġeadar,
7 níor ċaſadar do leaṫ taóiḃ, ar an láimh
ḋeis nó ċlé; agus do ċuadar tiġearnaḋ
na bhPhiliſtineaċ na ndiáiġ go, bruaċ
bhet-ſemeſ.

13. Agus do bádar muinntir bhet-
ſemeſ ag buáin a bfóġmuir cruitneacta
anſa ġleann, agus do tógbadar a
ſúile ſúas, agus do ċonnacadar a
náirc, agus do ġab lúaṫġáire iad
tre na faicſin.

14. Agus táinic an ċeart go ma-
ċaire Ioſua, bet-ſemiteach, agus do
ſtaḋ an ſin mar a raiḃ cloch mór:
agus do ſcoilteadar maideaḋa na car-
tach, agus do ofráladar na ba
dofráil loiſge don Tiġearna.

15. Agus do tógbadar na lebi-
tiġ áirc an Tiġearna ſíos, agus an
cófra do bí na haice, mar a raba-
dar na ſeóid óir, agus do ċuire-
adar ar an gcloiċ móir iad: agus
do ofráladar muinntir bhet-ſemeſ of-
ráil loiſge, agus do iodbradar iod-
barta an lá céadna don Tiġearna.

16. Agus a nuáir do ċonncadar
cúig thiġearna na bhPhiliſtineach ſin,
do ḟilleadar go hAcron an lá céad-
na.

17. Agus ſiad ſo na hemeróid
órḋa noċ dfilleadar na Philiſtinig
ċum an Tiġearna mar ofráil ſárruiġ,
ar ſon Aſdod a haon, ar ſon Gha-
ſa a haon, ar ſon Aſcelon a haon, ar
ſon Ghát a haon, ar ſon Ecron a
haon.

18. Agus na luca órḋa do réir
uimhre caitreach na bhPhiliſtineach uile,
do bean ris na cúig tiġearna, do ċai-
treacaib daingne, agus do bailtibh
tuáiṫe, go nuige cloiċmóir Abel ar
ar leagadar ſíos áirc an Tiġearna:
agus atá an ċloċ fós gus a niuġ a
maċaire Ioſua an bet-ſemiteċ.

19. Agus

19. Agus do ṁarḃ sé muinntir Bhet-semes do ċionn gur ḟéaċadar a sdeaċ an áirc an Tiġearna, eadhon do ṁarḃ sé dá ṁuinntir caógad míle, agus deiċnéaḃar ⁊ ṫrí ḟiċid: agus do ċáoineadar an pobal, do ċionn gur ḃuail an Tiġearna an pobal ré hár mór.

20. Agus a dubradar muinntir Bhet-semes, cia ḟéadas seasaṁ a laṫair an Tiġearna náoṁṫa so Dia? agus cia ċum a raċaid sé súas úainne?

21. Agus do ċuireadar teaċda go muinntir Chiriat-iárim, ga ráḋ, tugadar na Philistinigh áirc an Tiġearna leó a ris: tigiḋsi a nuas, agus beiriḋ ċugaiḃ í.

## CAIB. 7.

AGus tangadar muinntir Chiriat-iárim, agus rugadar leó súas áirc an Tiġearna, agus tugadar a sdeaċ í go tiġ Abinadab ansa ċnoc, ⁊ do naoṁadar a ṁac Eleásar do ċoiṁéad áirce an Tiġearna.

2. Agus tárla, an feaḋ do bí an Náirc na coṁnuiḋe an Ciriat-iárim, go raiḃ a naimsir fada: óir bá ḟiċe bliadan é: agus do ḃí tiġ Israel uile ag déanaṁ doilġis a ndiaiġ an Tiġearna.

3. Agus do laḃair Samuel ré tiġ Israel uile, ga ráḋ, má ḟillti ċum an Tiġearna maille ré bur gcroiḋtiḃ go hiomlán, an sin * cuiriḋ uaiḃ na dee coiṁiṫeaċa, agus * Astároṫ as bur measc, agus ullṁuiġiḋ bur gcroiḋṫe ċum an Tiġearna*, agus * déunuiḋ seirbhís dósan aṁáin: agus sáorfuiḋ sé siḃ as láiṁ na bhPhilistineaċ.

Jos. 24.14, 23. Breith. 2.13. Deut. 6.13. Math. 4.10, Luc 4. 8. Breith. 2.13.

4. An sin do ċuireadar Israel uáṫa * Báalim agus Astároṫ, agus dadhradar an Tiġearna aṁáin.

5. Agus a dubairt Samuel, cruinniġiḋ Israel uile go Mispeh, agus guiḋfiḋ misi air bur son ċum an Tiġearna.

6. Agus do ċruinniġeadar a bfoċair a ċéile go Mispeh, agus do ṫarngeadar uisge, agus do ḋoirteadar amaċ é a laṫair an Tiġearna, agus do ṫroisgeadar an lá sin, agus a dubradar ansin, do peacuiġeamar a naġaiḋ an Tiġearna: agus do rinne Samuel breiṫeamnus air ċloinn Israel a Mispeh.

7. Agus a nuair do ċualadar na Philistinigh gur ċruinniġeadar clann Israel a gcionn a ċéile go Mispeh, do ċuadar Tiġearnaiḋ na bhPhilistineaċ súas a naġaiḋ Israel: agus a nuair do ċualadar clann Israel é, do ḃí eagla na bhPhilistineaċ orra.

8. Agus a dubradar clann Israel ré Samuel, ná scuir dá beiṫ ag coimge ċum an Tiġearna Dia air ar son-ne, go tteárnaiḋ sé sinn as láiṁ na bhPhilistineaċ.

9. Agus do ġlac Samuel luán diúil, ⁊ do íoḃair é mar ofráil loisge uile don Tiġearna: agus do éiġ Samuel air an Tiġearna air son Israel, agus déist an Tiġearna ris.

10. Agus mar do bí Samuel ag íoḃairt na hofrála loisge, tangadar na Philistinigh a gcompogus do ċaṫuġaḋ a naġaiḋ Israel: as do ṫóirniġ an Tiġearna an lá sin le tóirniġ móir air na Philistinib, agus do ċláoiḋ iad, agus do ṁarḃ iad as coinne Israel.

11. Agus do ċuadar clanna Israel amach as Mispeh, agus do leanadar na Philistinigh, ⁊ do bádar dá marbaḋ go ttangadar go bet car:

12. An sin do ṫóg Samuel cloċ, agus do suiḋiġ í eidir Mhispeh agus Shen, agus do ġoir Eben-eser dainm dí, ga ráḋ, go nuige so do ċuidiġ an Tiġearna linn.

13. Mar sin do claóiḋeaḋ na Philistinigh, ⁊ ní tangadar nisa mó a sdeaċ a gcórsa Israel: agus do bí láṁ an

Tiġerna a naġaidh na bhPhilistíneach ar feadh láeṫe Shamuel uile.

14. Agus na caiṫreaċa do ġabhadar na Philistínigh do Israel, do haiseaġeadh d'Israel iad ó Ecron go nuige Gát, agus a ccóstadha sin do ḃuáin Israel as láimh na bhPhilistíneach: agus do ḃí síoṫċáin idir Israel agus na hAmoraiġ.

15. Agus do rinne Samuel breiṫeamhnus ar Israel ar feadh láeṫe a ḃeaṫa uile.

16. Agus do imṫiġeadh ó bliadhain go bliadhain ar cuáirt-timċill go Bétel, agus Gilgal, agus Mispeh, agus do níodh sé breiṫeamhnus ar ċloinn Israel ann gaċ áit díobh sin.

17. Agus do filleadh go Rámah: óir is ann sin do ḃí a ṫiġ; agus ann sin do níodh sé breiṫeamhnus ar ċloinn Israel, agus is ann do rinne sé altóir don Tiġerna.

---

## CAIB. 8.

AGus tárla a nuáir do ḃí Samuel áosta go ndearna sé breiṫeamhuin dá macaibh ós cionn Israel.

2. Anois do bé ainm an mhic fá sine aige Ioel, agus ainm an dara mic Abiah: do bádar na mbreiṫeamhuibh a Mbeersébа.

3. Ach níor siubhlaiġeadar a mic iona sliġṫibhsan, agus do ċuadar a leaṫṫaoibh ar son tarbha, agus do ġlacadar cuma, agus do ċlaonadar * breiṫeamhnus.

* Deut. 16. 19.

4. Ann sin do ċruinniġeadar sinsir Israel uile iad féin a gcionn a ċéile, agus tangadar ċum Samuel go Rámah.

5. Agus a dubhradar ris, Féch atá tusa foirfe, agus ní siubhlaiġid do mhic ann do sliġṫibh: a nois * dèna Riġ dúinn dar riaġladh, do réir na nuile ċineadhach.

* Hos. 13. 10. Gníomh. 13. 21.

6. Ach níor ṫaitin an ċúis re Samuel a nuair a dubhradar, tabhair Riġ dúinn dar riaġladh: agus do ġuidh Samuel an Tiġerna.

7. Agus a dubhairt an Tiġerna re Samuel, éist re glór na ndaoineadh ann gaċ uile ní dá nabraid riot: óir ní tusa do ṫarcuisniġeadar, acht do ṫarcuisniġeadar misi, go naċ béinn mo Riġ ós a gcionn.

8. Do réir a nuile oibreach dá ndearnadar ón ló fá ttug misi súas as an Éigipt iad gus an lá aniugh, leis ttréigeadar misi, agus le ndearnadar seirbhís do déeibh oile, is mar sin fós do níd riotsa.

9. Anois ar a naḋbharso, éist re na nglór: giḋeaḋ taisbéin dóibh go dúṫraċtaċ, agus foillsiġ dóibh samhuil an Riġ riaġlóċus ós a ccionn.

10. Agus dinnis Samuel briaṫra an Tiġerna uile don ṗobal, noċ do iarr Riġ air.

11. Agus a dubhairt sé, budh é so bésa an Riġ bias ós bhur gcionn: glacfaidh sé bhur mic, agus óirdeochaidh sé dó féin iad ċum a ċarbad, agus dá mbeiṫ na marcsluáġ aige, agus rioṫfaidh roimhe a ċarbadaibh.

12. Agus óirdeochaidh sé dó féin caiptíniġ ós cionn míllteadh, agus caiptínigh ós cionn ċáogad, agus cuirfe sé iad do ṡáoṫrughadh a ḟearainn, agus do ḃuáin a ḟóġmhair, agus do dhénamh a ṫreallam cogaidh agus ṫreallaim a ċarbad.

13. Agus glacfaidh sé bhur ninġeana do dhénamh ungaidh deaġbholaidh, agus dá mbeiṫ na ccócairibh, agus na mbáiceiribh.

14. Agus tóigfe sé bhur macháiġe, agus bhur bfíneamhna agus bhur lubġort ola, eadhon an chuid is fearr díobh, agus do bhéara sé dá seirbhíseaċaibh iad.

15. Agus tóigfe sé deaċmhadh bhur síl, agus bhur bfíneamhnach, agus do bhéara sé dá oifigeaċaibh, agus dá seirbhíseaċaibh iad.

16. Agus tóigfe sé bhur seirb-

ḟoġantaiġe

ṗoġantuiġe féin, agus bur sclabfo-
ġantuiġe ban, agus na hógánuiġ is
féarr agaibh, agus bur nassail, agus
cuirfe sé ċum oibre iad.
17. Tóigfe sé deċmaḋ bur gcáo-
rach, agus beiḋi bur sclabfoġantaiḃ
aige.
18. Agus goirfiḋe na coimġe an
lá sin, ar son an Riġ toiġfiġ ḋaoiḃ
féin; agus ni éisdfe an Tiġearna
an lá sin lib.
19. Giḋeḋ do ḋiultadar an pobal
umhluġaḋ do ġlór Shamuel; agus a
dubradar, ni heḋ, ach biaiḋ Riġ a-
gainn ós ar gcionn:
20. Chor go mbia sinne fós mar na
cineaḋaċa uile, agus go noḃna ar
Riġ breiṫeamhnus orrainn, agus go ndeaċ-
aiḋ amaċ roimhainn, agus go ttroidiḃ
ar gcaṫa.
21. Agus do ċuála Samuel bria-
ṫra an poibuil uile, agus do aiṫris
sé iad a gcluasaiḃ an Tiġearna.
22. Agus a dubhairt an Tiġearna
re Samuel, éist re na nglór, agus
ordna Riġ ḋóiḃ. Agus a dubhairt Samuel
ré feruiḃ Israel, imtiġeḋ gaċ aon
aguibh ḋá caṫruiġ féin.

---

CAIB. 9



Noise do bí duine oo bhen-
iamin dar bainm * Cis mac
Abiel, mic Seror, mic be-
chorah, mic Aphiah ben-
iamiteċh, duine cumasaċ a saiḃbreas.
2. Agus do bí mac aige dar bai-
nim Sául, toġa duine óig agus deas-
cnuiġ, agus ni raiḃ a measc ċloinne
Israel persa dob áille na é: ó
na ġuáilliḃ súas dob áirde é ná ġin-
ḟer don ṗobal.
3. Agus do ċúadar assuil Chis,
aṫar Sharuil, a muġa; agus a dubhairt
Cis re Saul a ṁac, beir leat anois
duine do na sclabfoġantaiḃ, agus éi-
riġ, imṫiġ diarruiġ na nassal,
4. Agus do ġluáis seision ṫrioch
sliaḃ Ephraim, agus do ċuáiḋ tré
ṫrioch Shalisa, aċht ni bfúaradar
iad: ansin do ċuáiḋ sé tré ḋúṫċe
Shálim, as ni rabadar ansin: agus
do ċúadar tré ḋúṫċe na Abenia-
miteċh, as ni bfúaradar iad.
5. Agus a nuair ṫangadar go tir
Shuph, a dubhairt Saul re na óglach
do bí na ḟoċair, gluáis, agus filliom
deagla go léigfeḋ maṫair cúram na
nassal ḋe, agus go mbiaḋ cúra-
mach dar ttaoibne.
6: Agus a dubhairt seision ris,
féuċ anois atá ansa gcaṫruiġ-si
duine le Dia, agus is duine onórac
é, a nuile ni a deir sé tig a gcriċ
go deimhin; anois tégam ansin, dob
éidir go bfoilsiġeaḋ an tsliġe ionar
ċóir dúinn dul do ṫeaġarg dúinn.
7. Ann sin a dubhairt Saul re na
sclabfoġantaiġ, ach féuċ má ṫéiġmid
ansin, créd bérum ċum a noglaiċ, óir
do caiṫeḋ an tarán ann ar soiṫiġibh,
agus ni bfuil tioḋlaiceḋ againn re
breiṫ ċum óglaiċ Dé: créd atá ag-
ainn?
8. Agus do ḟreagair an sclabfo-
ġantuiġ Saul a ris, agus a dubhairt,
féuċ atá agumsa ansó am láimh an
ceaṫramhaḋ cuid do Shecel airgid: do
bérha mé sin dóglaċ Dé do ċiomh ar
sliġe ḋinnsin dúinn.
9. (Ansa tsenaimsir a Nisrael
a nuáir do ṫiaġ duine dfaġáil scéul
ó Dhia, is marso a deiriod sé, táir
uáit, agus dénum go nuige an fi-
ċadóir: óir an té dá ngoirṫer fáiġ
anois, is fiċadóir no fer faisnéise
do ġoirṫaoi ḋe san tsenaimsir.)
10. Ann sin a dubhairt Saul re na
sclabfoġantuiġ, is maiṫ a labair tú,
gluáis dénum: marsin do ċúadar don
ċaṫruiġ mar a raiḃ óglaċ Dé.
11. Agus mar do ċúadar súas
san ċnoċ a gcionn na caiṫreċh fuara-
dar maiġdena óga ag dul amach do
ṫarruing uisge: agus a dubradar riu,
an bfuil an fiċadóir ansó?



*Caib. 14. 51. 1 Chron. 8. 33.

12. Agus do ḟreagradarsan iad agus a dubradar, atá sé ann, féuch atá sé rómhuibh, déanuidh deithfir a nois, óir ṫáinig sé a niugh don ċathraigh: óir atá fleasta don ṗobal a niugh ann sa náit áird.

13. Comlúath agus ṫiucfuidhe don ċathraigh do ġeubhthaoi ar ball é, sul raċus sé súas don náit áird do iṫe bídh: óir ni iosfuidh an pobal biadh nó go ttí sé, do ċionn gur bé bennuighios an íodhbairt, agus na dhiaigh sin itid lucht an ċuirridh: anois ar a nadhbharsin, éirgidhsi súas, óir is timċioll an nama sa do ġeubhthaoi é.

14. Agus do ċuádarsan súas don ċathraigh, agus a nuair ṫangadar a steaċ don ċathraigh, ṫáinic Samuel amaċ na gcoinne do dhul súas don náit áird.

* Caib. 15.1. Gniomh. 13.21

15. * Anois do innis an Tigherna do Shamuel ann a ċluais lá roimhe Saul do ṫeaċt, ġa rádh:

16. A márach timċioll na huaire si, cuirfe mé duine ċugad as tir Bheniamin, agus ungfuidh tú é ċum beiṫ na ċaiptin ós cionn mo ṗobail Israel, go saorfa sé mo ṗobal ó láimh na bhPhilistinech: óir dfeuch mé ar mo ṗobal, do ċionn go ttáinic a ccomhghair ċugam.

17. Agus a nuair do ċonnairc Samuel Saul, a dubhairt an Tigherna ris, féuch an té ar labhair mé riot dá ṫáoibh: sé so féin bias na Righ ós cionn mo ṗobail.

18. Ann sin do dhruid Saul re Samuel ann sa ġeata, agus a dubhairt ris, guidhim ṫú innis dam cá háit a bhfuil tig an fheuchadóra.

19. Agus do ḟreagair Samuel Saul, agus a dubhairt, misi an féuchadóir; éirig súas rómham don náit áird; óir iosthaoi biadh agamsa a niugh; agus léigfe mé dhuit imṫeaċt a márach, agus inneosuidh mé dhuit a bhfuil fad intinn.

20. Agus ar son na hasal do ċuaidh a mugha trí lá ó sin, ná cuir do ṁeanma orra; óir do friṫ iad: agus cia ar a bhfuil uile fonn Israel? nach ortsa atá, agus ar tig hathar uile?

21. Agus do ḟreagair Saul, agus a dubhairt, nach Beniamiteach misi, is luġa do ṫreabhuibh Israel, agus nach iad mo ṁuintir is roluġa do ṁuintearuibh ṫreibhe Beniamin uile? uime sin créd fá labhrann tú marsin riom?

22. Agus do ġlac Samuel Saul, agus a sheirbhḟoġantuiġ, agus rug leis don ṗarlús iad, agus tug orra suidhe ann sa náit budh onóruiġ a measg lucht an ċuirridh, noċ do bhí timċioll ṫríoċad fear.

23. Agus a dubhairt Samuel ris an gcócaire, tabhair ċugam an ċuid rona ṫug mé dhuit re a ndubhairt mé riot, cuir láimh riot í.

24. Agus do ṫóg an cócaire an slinnéun: agus an ni do bhí air, agus do ċuir a bhfiadhnuisi Shauil é; agus a dubhairt, féuch an fuigheall sin, ad ḟiaḋnuisi agus iṫ é; óir go nuige so tamsa do tairgeadh dhuit é, ó a nuair a dubhairt mé, ṫug mé cuireadh don pobal: marsin a dhuaiġ Saul biadh le Samuel na lá sin.

25. Agus a nuair ṫangadar a nuas ón náit áird don ċathraigh, do rinne Samuel comhrádh re Saul air ṁullaċ na tiġe.

26. Agus do éirġeadar go moċ, agus tárla ré héirġe an láoi, gur ġoir Samuel Saul go ṁullac an tiġe, ġa rádh, éirig suas go gcuire mé ar siubal tú: agus deirig Saul, agus do ċuádar araon amaċ, eision agus Samuel.

27. Agus a nuair do bhádar ag dul sios go himeall na caiṫreċ, a dubhairt Samuel re Saul, abair ris an nóglaċ, druid romhainn ar a aġaidh, (agus do dhruid sé rompa) achd fansa a bhos go fóill, go ttaisbeana misi briaṫra Dé dhuit.

## CAIB. 10.

AN sin do ġlac Samuel soi-
teiċ ola, agus do ḋóirt í
a ccenn é, agus do póg é,
agus a duḃairt, nac tríme
dungaiḋ an Tiġerna tú
ċum beiṫ ad caiptin ós cionn a oi-
ġreasa?
2. A nuair imṫeoċus tú uaimsi a
niuġ, ann sin do ġeba tú diaṡ fear ag
uaiġe * Ráchel a mbruaċ bheniamin,
a Selsah: agus adérid siad riot, na
hassail a ndeċaiḋ tú dá niarraiḋ, do
friṫ iad: agus fós do ċuir haṫair na
hassal a neimbriġ, agus atá doil-
ġiosaċ umaibsi, ga ráḋ, creḋ dénas
mé fam mac?
3. Ann sin raċaiḋ tú ar haġaiḋ as
sin, agus tiucfa tú go réiteċ Tábor,
agus teigeomaiḋ triúr fear ort ann sin
ag dul suas go Dia go Bétel, duine
(díob) ag iomċar trí meannán, duine
eile ag iomċar trí mbuilin aráin, agus
duine eile ag iomċar buidéil fíona.
4. Agus beinneoċaid siad ortsi,
agus do bérair dá builin aráin ort,
noċ ġlacfas tú as a láimiḃ.
5. Na diaiġ sin tiucfa tú go cnoc
Dé, mar a bfuil gárda na bhpi-
listineċ, agus tiucfaiḋ a gcenn, a
nuair tiucfas tú ann sin don ċaṫraiġ,
go tteigemha tú re cuideċta fáiġeḋ ag
teaċt a nuas ón náit árd maille re
psaltair, agus re tabuir agus re piob,
7 re cláirsiġ rompa, agus do dénaid
fáiḋeḋóireaċt.
6. Agus tiucfa spiorad an Tiġer-
na ortsa, agus do déna tu fáiḋe-
dóireaċt leó, agus iompóċar tú ad
duine eile.
7. Agus go maḋ hamlaiḋ biaś, a
nuair tiucfaid na comarṫaiġesi ort go
ndéna tú do réir mar biaś oċáid agad,
oir atá Dia maille riot.
8. Agus raċaiḋ tú síos rómamsa
go Gilgal, agus féch tiucfa misi
síos ċugad dofrail orrála loisge,
agus díobairt iodbarta orrála sío-
ċcána: * seaċt lá fanfas tú go ttí
misi ċugad, agus go ttaisbénad mé
ḋuit creḋ dénas tú.
9. Agus is amlaiḋ do bí a nuair do
iompoiġ sé a ċúl dimṫeaċt ó Shamuel,
go ttug Dia croiḋe oile dó: agus tan-
gadar na comarṫaiġ so uile a ccenn an
lá sin féin.
10. Agus a nuair tangadar ann sin
ċum an ċnoic, féc tárla cuideċta do na
fáiġiḃ ris, agus táinic spiorad Dé
air sion, agus do rinne sé fáiġedóireaċt
mar aon riú.
11. Agus tárla a nuáir do ċonca-
dar na daoine uile agá raiḃ a fios cia
hé roimhe, féc go raiḃ sé ag fáiġe-
dóireaċt a measc na bfáiġeḋ, ann sin a
duḃradar, ná daoine gach aon re
ċéile, creḋ é so táinic ar mac Chis?
an bfuil * Saul fós a measc na bfái-
gheḋh?
12. Agus do freagair aon don náit-
sin féin, agus a duḃairt; ach cia hé
a naṫair sion? uime sin táinic ċum a
beiṫ na sensocal, an bfuil Saul fós
a measc na bfáiġeḋ?
13. Agus a nuair do ċrioċnaiġ sé
fáiġedóireaċt, táinic sé don náit árd.
14. Agus a duḃairt derbraṫair aṫar
Shauil ris agus re na searbfoġantaiġ,
cáit a ndeċabairsi? agus a duḃairt sei-
sion, diarraiḋ na nassal, agus a
nuáir do ċonncamar nac rabadar a
nionball, tangamar go Samuel.
15. Agus a duḃairt derbraṫair aṫar
Shauil ris, innis tú innis damsa creḋ
a duḃairt Samuel riḃ.
16. Agus a duḃairt Saul re der-
braṫair a aṫar, dinnis sé duinn go follus
gur friṫ na hassail; acht do taoiḃ
ċuisi na ríoġaċta, dar labair Samuel
ris, níor innis sé éinni dó.
17. Agus do ġoir Samuel an pobal
a ccionn a ċéile go Mispeh ċum an
Tighearna.
18. Agus a duḃairt sé re cloinn
Israel, is marso a deir an Tiġerna
Dia Israel, tug misi Israel amaċ as
an

Gen. 35. 20.

Caib. 19. 24.

an Négipt, agus do shaor mé sibh ó láimhibh na Négiptech, agus as láimh a nuile ríoghachd, agus ón muintir do bhruigh sibh.

19. Agus do dhiúltabhairsi a niugh bhur nDia, noch gur bhé féin do shaor sibh ó bhur nuile aimhleis, agus ó bhur mbuaidhreadh: agus a dubhrabhair ris, ní hedh, acht cuir Righ ós ar gcionn. Anois ar a nadhbhar sin taisbenaidh sibh féin a láthair an Tighearna do réir bhur dtreabh, agus do réir bhur míltedh.

20. Agus a nuair thug Samuel ar thréabhaibh Israel uile teacht a láthair, do glacadh treabh Bheniamin.

21. A nuair thug sé ar threibh Beniamin teacht a bhfogus do réir a muintir, do glacadh muintir Mhatri, agus na dhiaigh sin do glacadh Saul mac Cis: agus a nuair do iarradar é, níor frith é.

22. Uime sin dfiafruigheadar don Tighearna a ris an dtiucfadh an tógalach fós chuca, agus do fhreagair an Tighearna, Féchaidh dfolaigh sé é féin a measc na carráirte.

23. Agus do ritheadarsan, agus tugadar as sin é: agus a nuair do sheas sé a measc an phobail, do bhí sé mós áirde ná éinnech do na daoinibh óna ghuailnibh suas.

24. Agus a dubhairt Samuel ris an bpobal uile, Féchaidh an té do thog an Tighearna, nach bhfuil aon cosmhuil ris a measc an phobail uile? agus do gháireadar an pobal uile, agus a dubhradar, Go mairidh an Righ.

25. Ann sin do thaisbéin Samuel don phobal modh na Rioghachta, agus do scriobh a leabhar é, agus do chuir a bhfiadhnuise an Tighearna é, agus do chuir Samuel an pobal uile ar siubhal gach éinnech dá thigh féin.

26. Agus do chuaidh Saul fós a bhaile go Gibeah, agus do chuaidh banna daoine leis, ar chorraigh Dia a gcroidhthe.

27. Acht a dubhradar clann Bhelial, cionnus thairtheochus an fear so sinn? agus do chuiredar a neimhní é, agus ní thugadar tiodhlacadh ar bith chuige: as do bhí seision na thosd.

---

## CAIB. XI.

Ann sin táinic Nahas an Tamóniteach suas, agus do rinne campa ar coimhe Iabes-Gilead: agus a dubhradar muintir Iabes-Gilead uile re Nahas, déna connradh rinne, agus foighneobam duit.

2. Agus do fhreagair Nahas an Tamóniteach iad, ar an modh so do dhéna mé connradh ribh, bhur súile deasa uile do bhuain asaibh, agus a thabhairt mar masla dIsrael uile.

3. Agus a dubhradar seanóirí Iabes ris, tabhair dhúinn cairde seacht lá go gcuirmis teachta ar gach uile chórsa dIsrael, agus ann sin muna bhfaghamaoid aoinduine tháirtheochus sinn, tiucfam amach chugadsa.

4. Ann sin tangadar na teachta go Gibeah Shauil, agus do inniseadar na scéala a gcluasaibh an phobail: agus do thógbhadar na daoine uile a ngúth suas, agus do ghuileadar.

5. Agus féch, táinic Saul a ndiaigh na healbha ó na machairibh, agus a dubhairt Saul, créd do imthigh ar an bpobal as a ngoileid siad? agus do innisiodar dó scéala muintire Iabes.

6. Agus tháinic spiorad Dé ar Shaul a nuair do chuala sé na scéala sin, agus do las a fhearg go ro mhór.

7. Agus do ghabh sé cúpla damh, agus do rinne spoladha dhíobh, agus do chuir sé ar fud chórsadha Israel uile iad a láimhibh theachtadh, ga rádh, gidh bé nach dtiucfa amach a ndiaigh Shauil agus Shamuel, as mar so do dhéntar re na dhamhaibh: agus do thuit eagla an Tighearna ar an bpobal, agus tangadar amach a naoinfheacht.

8. Agus a nuáir do ċomáirim seision iad a Mbesec, do bádar clann Israel trí ċéd míle, agus muintir Iúdah trioċad míle.

9. Agus a dubradar ris na teaċtaiḃ táinic, abraiḋ mar so re muintir Iábes-Gilead, a máraċ súil biás an ġrian te, do ġeabṫaoi cabair. Agus tangadar na teaċta, agus dinnisiodar sin do ṁuintir Iabes, agus do bí lúaṫġáire orra.

10. Uime sin a dubradar daoine Iabes [ris na Hammonitib] tiucfam amaċ ċugaib a márach, agus do dhéantaoi rinn a nuile ni bhus áill libh féin.

11. Agus is amhlaidh bí ar na márach, gur ċuir Saul a ṁuintir a ttrí gcuideaċta, agus tangadar a lár an tsluaiġ a bfaire na maidne, agus do ṁarbadar na Hammonitiġ go teas an laói: agus tárla an méid do ṁair díob gur scaoileadar ó ċéile, go naċ raib dáol deissi aca re ċéile.

12. Agus a dubradar an pobal uile re Samuel, cia hé an duine a dubairt, an mbia Saul na Riġ orrainn? tugṫar ċugainn na daoine go ccuirmís ċum báis iad.

13. Agus a dubairt Saul, ni cuirfiġear duine ċum báis a niuġ: óir is a niuġ do oibriġ an Tiġearna tárrṫáil a Nisrael.

14. Ann sin a dubairt Samuel ris an bpobal, éiriġiḋe, agus déanam go Gilgal, agus aṫnuáiġeam an ríoġaċ ann sin.

15. Agus do ċúadar an pobal uile go Gilgal, agus do rinneadar Riġ do Shaul ann sin a láṫair an Tiġearna a Ngilgal; agus ann sin do iodbradar íodbarṫa osrála síoṫċána a bfiadhnaisi an Tiġearna, agus ann sin do rinne Saul, agus clann Israel uile gáirdeaċus mór.

## Caib. 12.

Agus a dubhairt Samuel re Hisrael uile, féuċaiḋ déist mé ré bur nglór ann gaċ uile ni dá ndubrabhair riom, agus do rinne mé Riġ ós bur ccionn.

2. Agus anois féaċaiḋ, atá an Riġ ag siubal roimhaibh: agus atáim-si sean agus ceannliaṫ, agus féuċ atáid mo ṁic agaibh: agus do siubail mé roimhaibhsi óm naóidhentaċt gus a niuġ.

3. Féuċ, atáim * annso, déanaidh fiadhnaisi am aġaiḋ a láṫair an Tiġearna, agus a láṫair a ungṫa. Cia agaib dar bean mé a ḋam? nó cia dar bean mé a asal? no cia do ṁeall mé? no cia do ġortaiġ mé? nó cia bi an láim ar ar ġlac mé cuma ar biṫ do ḋallaḋ mo ṡúl le is? agus aiseoga mé dhibh é. * Ecclef. 46. 19.]

4. Agus a dubradarsan, nior ṁeall tú sinne, agus níor ṡáruiġ tú sinn, ni mó do ġlac tú éinni ar láimh duine.

5. Agus a dubairt seision riú, is fiadhnaisi an Tiġearna bur naġaidh, agus is fiadhnaisi a ungṫa san ló a niuġ, naċ bfúarabair éinni am láim: agus do freagradarsan, is fiadhnaisi.

6. Agus a dubairt Samuel ris an bpobal, as é an Tiġearna do órduiġ Maoise agus Aaron, agus tug bur naiṫre amaċ as crić na Hegipte.

7. Anois ar a nadbarsin fanaiḋ bur seasam go nólsma mé aiśnios ribh a láṫair an Tiġearna, fá uile ġniomaraḃ ceirt an Tiġearna, noċ do rinne sé ribhse, agus dá bur naiṫreaḃ.

8. * A nuáir táinic Iácob a steaċ don Négipt, agus do eiġmeadar bur naiṫre * an Tiġearna, ann sin do ċuir an Tiġearna Maoisi agus Aaron ċugaib, noċ tug bur naiṫre amach as an Négipt, agus thug orra * Gen. 46. 5. 6. * Exod. 2 6.4.

ra comhnuighe dhéanam san náitsi.
9. Agus a nuáir do dhearmadar
a tTighearna Dia, do reac sé iad
Breith. 4. 2. a láimh * Shisera caiptin slóigh Ha-
Breith. 10. 7. sor, agus a láimh na * bhPhilistí-
*Breith. 3. 12. neach, agus * a láimh Righ Moab, a-
gus do throideadar na naghaidh.
10. Agus do éigheadar ciúm an
Tighearna, agus a dubhradar, do pheac-
uigheamar do bhrígh gur thréigeamar
an Tighearna, agus gur adhramar,
Báalim, agus Astároth; ach a nois
sáor sinn as láimhibh ar námhad, agus
do dhéanam seirbhís duit:
*Breith. 6. 14. 32. 11. Ar a nadhbharsin do * chuir an
Tighearna Ierubbaal, agus * Bedan,
*Breith. 10. 3. 1 Cro. 7. 17. agus * Iephthah, agus Samuel chu-
*Breith. 11. 5. gaibh, agus do tháirrthigheadar sibh ó
láimh bhur námhad ar gach uile thaobh,
agus do chomhnuigheabhar daingean.
12. Agus a nuáir do chonncabhar
go ttáinic Nahas Righ chloinne Ammon
* Caib. 8. 5. 19. bhur naghaidh, a dubhrabhair riomsa, *
ní headh, ach biáidh Righ ós ar gcionn; a
nuáir gur bhé bhur tTighearna Dia
fá Righ dhíbh.
13. Anois ar a nadhbharsin, féachaidh
an Righ do thoghabhar, agus diarrabhar:
agus féachaidh, do chuir an Tighearna
Righ ós bhur gcionn.
14. Má bhionn eagla an Tighearna or-
aibh, agus seirbhís do dhéanamh dhó, a-
gus umhlughadh dá ghlór, agus gan
cathughadh a naghaidh aitheanta an Tigh-
earna, ann sin fanfuidh sibh féin, agus
an Righ bhias ós bhur gcionn go bunái-
teach ag leanmhuin bhur tTighearna Dia.
15. Acht muna numhluidhigh sibh do
ghuth an Tighearna, ach cathughadh a
naghaidh aitheanta an Tighearna, ann sin
biáidh lámh an Tighearna bhur naghaidh,
mar do bhí a naghaidh bhur naithreadh.
16. Anois ar a nadhbharsin seas-
aidh, agus féachaidh an ní mórso dhéanas
an Tighearna as coinne bhur súl.
17. Nach é fóghmhar na cruithneachta a
niugh? guidhfidh mise an Tighearna, a-
gus cuirfidh sé tóirneach agus fear-
thuinn, chor go ttuigfidhe, agus go
bhfáicti gur mór bhur gcionta, noch
do rinneabhar a latháir an Tighearna a niar-
ruidh Righ dhíbh féin.
18. Mar sin do ghoir Samuel ar
an tTighearna, agus do chuir an Tigh-
earna toirneach, agus fearthuinn an lá
sin: agus do ghabh eagla mhór an po-
bal uile roimhe an tTighearna agus
roimhe Shamuel.
19. Agus a dubhradar an pobal
uile re Samuel, guidh do Thighearna Dia
ar son do sheirbhíseach, go nach bhfaghaim bás:
óir do chuireamar a gcionn ar bpeacadh
uile an tolcso, Righ iarruidh dhúinn
féin.
20. Agus a dubhairt Samuel ris
an bpobal, ná bíodh eagla oraibh: do
rinneabhar na cionta sa uile; gidheadh
ná heiríghidhe do leattaoibh ó leanmhuin an
Tighearna, ach adhraidh an Tighearna mail-
le re bhur nuile chroidhe.
21. Agus ná heiríghidhe do leattaoibh:
óir ann sin leanfuidhe neithe diomhaóine,
nach dtéan tarba nó tárrthail: óir is
diomhaóin iad.
22. Óir ní thréigfidh an Tighearna
a phobal féin ar son a anma móir: do
chionn gur bhí toil an Tighearna a pho-
bal féin do dhéanamh dhíbh.
23. Os a chionn sin ar mo shonsa,
nár léigidh Dia go ndéanuinn peacadh a
naghaidh an Tighearna ann sgur do ghuidhe
ar bhur son: ach múinfidh mé dhíbh an
tslighe mhaith dhíreach.
24. Amháin bíodh eagla an Tighearna
oraibh, agus adhruidh é go fírinneach ma-
ille re bhur nuile chroidhe; óir measuidh
cred é méud na neitheann do rinne sé ar
bhur son.
25. Acht má ní tí droichghníomha do
ghnáth, sgriosfuighear araon sibh féin
7 bhur Righ.

CAIB.

## CAIB. 13.


DO bí Saul bliaḋain na Ríġ, agus a nuġ do bí na Ríġ dá bliaḋain ós cionn Israel,

2. Do ṫoġ Saul ḋó féin trí míle fear do Israel, ionnus go mbeidís dá míle fear díob a bfocair Shaul a Michmas, agus a ssliab Bétel, agus míle ag Ionatan a Ngibeah Bheniamin: agus do ċuir sé an ċuid oile don pobal gach aon duine dá áit féin.

3. Agus do buail Ionatan daingneáċa na bPhilistineċ, do bí a Ngeba, agus do ċualadar na Philistinġ sin: agus do séid Saul an stoc ar feaḋ na críċe uile, ġa ráḋ, Cluinedís na Heabruiḋe.

4. Agus do ċuala Israel uile dá ráḋ, gur buail Saul daingneaċ do na Philistinib: agus do goireaḋ an pobal a gcionn a ċéile a ndiaiġ Shaul go Gilgal.

5. Agus do ċruinniġeadar na Philistinġ iad féin a gcionn a ċéile do ṫroid a naġaiḋ Israel, triocad míle carbad, agus sé míle marcaċ, agus daoine mar an gaineaṁ, noċ bíos ar ṫráiġ na fairge ar iomadamlaċt: agus tangadar suas, agus do suiḋeadar a Michmas, soir ó Bhetaben.

6. A nuair do ċonncadar fir Israel go rabadar a gcumgaċ (óir do bádar na daoine a néigion) ansin dfolċadar an pobal iad féin a nuamaib, agus a bfiodbuib, agus a gcairrgib, agus a náitib árda, agus a cclasacaib.

7. Agus do ċuadar cuid do na Hebruiḋib a nonn tar Iordan go tír Ghad, agus Ghiléad: agus ar son Shaul, do bí sé fós a Ngilgal, agus do leanadar na daoine uile é ar croiṁċrit.

8. Agus * dfan sé seaċt lá do réir na haimsire cinnte do órduiġ Samuel: aċ ní táinic Samuel go Gilgal, agus do leaṫnuiġeadar na daoine uaḋa.

9. Agus a dubairt Saul, tugaiḋ ċugam anso oḟráil loisge, agus oḟrála síoṫċána: agus do iodbair sé an toḟráil loisge.

10. Agus tárla comluaṫ is ċuir sé deireaḋ le hoḟráil na hiodbarta loisge, féach, táinic Samuel, agus do ċuaiḋ Saul amaċ na ċoinne go mbeannuiġeaḋ sé dó.

11. Agus a dubairt Samuel, créd do rinne tusa? agus a dubairt Saul, do ċionn go bfacaiḋ mé na daoine ar leaṫnugaḋ uáim, agus naċ dtáinic tusa taob a stiġ don ló ċinnte, agus gur ċruinniġeadar na Philistinġ iad féin a bfocair a ċéile go Michmas:

12. Uime sin a dubairt mé, tiucfaid na Philistinġ orum a nuas anois go Gilgal, agus ní dearna mé guiḋe ris an TTiġearna: do ċoimeiġniġ mé mé féin ar a nadbarsin, agus doḟráil mé oḟráil loisge.

13. Agus a dubairt Samuel re Saul, do rinne tú so go leam, agus níor ċoiméad tú aiṫne do Ṫiġearna Dé, noċ do aiṫin sé diot: óir anois do ḋaingneoċaḋ an Tiġearna do ríoġaċt ar Israel go brát.

14. Aċt anois ní seasfuiḋ do ríoġaċt: diarr an Tiġearna duine dó féin do réir a ċroiḋe féin, agus do aiṫin an Tiġearna é beiṫ na ċaiptín ós ċionn a ḋaoine, do ċionn nar ċoimeád tusa an ní do fuáguir an Tiġearna ort.

15. Agus déiriġ Samuel, agus do ċuaiḋ suas ó Ghilgal go Gibeah Bheniamin, agus do ċomáiriṁ Saul na daoine do bí a laṫair aige timċioll sé ċéad fear.

16. Agus dfan Saul agus Ionatan a ṁac, agus na daoine do bí a laṫair aca a Ngibeah Bheniamin: agus do bádar na Philistinġ a gcampa a Michmas.

17. Agus tangadar na creaċa-

dóirtiġe amaċ as campa na bhPhilistineaċ a ttrí gcroḋeḟa: d'iompoiġ cróḋeḟa aca ċum na sliġeḋ go Hophtah go ferann Shual.

18. Agus do iompoiġ cróḋeḟa oile an sa tsliġe go Bet-horon: agus d'iompoiġ cróḋeḟa oile ċum a nimil, noch ḟéchus go glenn Sheboim leiṫ ris an bfásach.

19. Anois níor frith gaba ar feaḋ ċriche Israel uile: óir a dubradar na Philistiniġ, degla go ndéanaidís na Hebruiḋe cloiḋime nó gaete.

20. Ach do ṫéigdís Israel uile síos gus na Philistinib, gach éinduine do ġléusaḋ a ṡoc, agus a ċoltair, agus a ṫuaiġe, agus a piocoide.

21. Giḋeaḋ do bí oirge-ċomalta aca re haġaiḋ na bpicóideaḋ, agus na ngabal, agus na ttuag, agus do ġléusaḋ na slaitphriocaḋ.

22. Ionus go ttárla dóib a ló an ċaṫa, nać frit cloiḋeam nó gaṫ a láim éinduine don pobal dá raib a bfoċair Shauil agus Ionatain, aċt ag Saul agus ag Ionatan a ṁac.

23. Agus do ċuáiḋ gárda na bhPhilistineaċ amach go sliġe Mhichmas,

# Caib. 14.

ANois tárla lá áiriġ go ndubairt Ionatan mac Sauil ris a nógánach do iomċuir a airm, éiriġ, agus déanam anonn go gárda na bhPhilistineach, atá ar an ttáoiḃ tall: aċt níor innis sé sin dá aṫair.

2. Agus d'fan Saul ansa ċríoch dob ḟaide amach do Ghibeáh fáoi ċrann pomgranait, noċ atá a Migron; agus na dáoine do bí na ḟoċair do bádar timċioll sé gcéad fear.

3. Agus Ahiah mac Ahitub, derbraṫair * Ichaboid, ṁic Phinees, ṁic Eli, sagart an Tiġerna ó Shiloh ag iomċar ephoid; aċt ní raib a ḟios ag an bpobal gur imṫiġ Ionatan. * Caib. 4. 21.

4. Agus eidir na sliġṫib ... sin ar ar ṫóg Ionatan dul anonn go gárda na bhPhilistineach, do bí carraig ġéur a ttaoib de, agus carraig ġéur don taoib eile; agus ainm carraige díob Boses, agus Seneh ainm na carraige eile.

5. Do bí aġaiḋ carraige díob ar na sgéiġiuġaḋ budh ṫuáiḋ, ṫall as coinne Mhichmas, agus a naġaiḋ oile budh ḋeas ṫall as coinne Ghibeáh.

6. Agus a dubairt Ionatan ris a nógánach do iomċuir a airm, gluáis, agus déanam anonn go gárda na ndáoine neimṫimċill-ġearrṫasa; dob éidir go noibreoċaḋ Dia linn ar son: óir ní bfuil toirmeasg ar an ttiġerna * díoḋen do ḋéanam lé mórán nó lé beagán. * 2 Crom. 14. 11.

7. Agus a dubairt fear iomċair a airm ris: déana gach ní dá bfuil ad ċroiḋe: iompoiġ ṫú féin, feúch, atáimsi leat do réir do ṫola.

8. Ann sin a dubairt Ionatan, féch raċam anonn mar a bfuilid na dáoine-si, agus foillseoċam sinn féin dóib.

9. Ach má deirid siad rinn mar so, fanuiḋ nó go ttigiom ċugaib; annsin fanfam ar seasam ann ar náit, agus ní raċam suas ċuca.

10. Aċt má deirid mar so; tigiḋ suas ċugainn, annsin raċam suas: óir ṫug an Tiġerna ann ar láim iad; agus biáiḋ so na ċomarṫa aguinn.

11. Agus do ṫaisbenadar iad araon do ġárda na bhPhilistineach, agus a dubradar na Philistiniġ, feúc, atáid na Hebruiḋe ag teaċt amach as na pollaib mar ar folċadar iad féin.

12. Agus do ḟreagradar muinntir an gárda Ionatan agus fear iomċair

a

a gcin, agus a dubhradar, tigidh suas chugainne, agus taisbénfam ní dhíbh: agus a dubhairt Ionatan ris fer iomchair a airm, tair suas am dhiaigh, óir do thoirbhir an Tighearna a láimh Israel iad.

13. Agus do chuaidh Ionatan le dreapadóireacht suas ar a lámhaibh agus ar a chosaibh, agus fer iomchair a airm na dhiaigh: * agus do thuiteadar roimhe Ionatan, agus do mharbh fer iomchair a airm na dhiaigh.

1 Machab. 4. 30.

14. Agus do bhí an chéd ár sin thug Ionatan agus fer iomchair a airm, timcheall fiche fer, taobh a stigh timcheall leith acra fearainn, threabhadh bannghealach dam.

15. Agus do bhí cóimhcrith ansa tsluagh, ansa mhachaire, agus ar feadh na ndaoine uile; an gárda, agus na creachadóiridh do bhí crithéagla orrasan mar an gcédna, agus do chrioth-naigh an talamh: ionnus go raibh na chriothnughadh ro mhór.

16. Agus do fhéchadar lucht faire Shaul a nGibeah Bheniamin, agus do chonncadar an sluagh ag leaghadh as a chéile, agus gur thiomáineadar ar a chéile bhualadh.

17. Annsin a dubhairt Saul ris an muinntir do bhí na fochair, áirmidhe anois, agus féchaidh cia chuaidh uáinn. Agus a nuáir do áirmheadar, féch, ní raibh Ionatan ná fer iomchartha a airm ann.

18. Agus a dubhairt Saul re hAhiah, tabhair áirc Dé annso: óir do bhí áirc Dé an tansin ag cloinn Israel.

19. Agus tárla an fad do bhí Saul ag comhrádh ris an tsagart, go raibh an tormán do bhí a sluagh na bhPhilistíneach ag dul ar aghaidh, agus gur mhéaduigh sé: agus a dubhairt Saul ris an tsagart, coimhéad do lámh.

20. Agus do chruinnigh Saul agus a raibh do dhaoinibh na fochair iad féin, agus tangadar chum an chatha, agus féch do bhí * cloidheamh gach aoinduine a naghaidh a chompánaigh, agus do bhí dioghbháil romhór ann.

*Breith. 7. 22. 2 Croin. 20. 23.

21. Tuilleadh eile, na hEabhraidhe do bhí a bhfochair na bhPhilistíneach roimhe sin, noch do chuaidh suas léo don champa fa gcuáirt, diompoigheadar sin mar an gcédna leis na hIsraelitechaibh do bhí a bhfochair Ionatan agus Shauil.

22. Fir Israel uile fós, noch do fholuigh iad féin a sliabh Ephraim, a nuáir do chualadar gur theitheadar na Philistínigh, do leanadar sin mar an gcédna go cruáidh iad annsa chath.

23. Mar sin do shaor Dia Israel an lá sin, agus do chuaidh an troid anonn go Betaben.

24. Agus do bhádar muinntir Israel go haimhdeis an lá sin: óir do chuir Saul na daoine fa mhionnaibh, gha rádh: go madh mallaighthe an duine íosas biadh ar bith go tráth nóna, ionnus go raibh misi dioghaltach ar mo náimhdibh: mar sin nar bhlais éinduine do na daoinibh biadh ar bith.

25. Agus tangadar muinntir na tíre uile chum coilleadh, agus do bhí mil ar an ttalamh.

26. Agus a nuáir thangadar na daoine fán ccoill, féch do shil an mhil, acht níor chuir éinduine a lámh chum a bhéil; óir do bhí eagla na mionn ar na daoinibh.

27. Acht ní chuala Ionatan a nuáir do chuir a athair na mionna ar na daoinibh: uime sin do shín bárr na slaite do bhí na láimh, agus do thum a gcriathar mela, agus do chuir a lámh chum a bheóil, agus do soillsigheadar a shúile.

28. Ann sin do fhreagair duine don phobal, agus a dubhairt, do chuir hathair mionna cruáidhe ar na daoinibh, gha rádh; go madh mallaighthe an duine íosas biadh a niugh; agus do chuáidh an pobal a nanbhfainne.

29. Ann sin a dubhairt Ionatan, do bhuáidhir mathair an dúithche, féchaidh, mar athchuinge oraibh, mar do soillsigheadar mo shúilese do chionn gur bhlais mé don mhilse.

30. Cá méid ní sa mó dá nithidís na daoine go saor a niugh do chreich a námhad, noch fuaradar? óir nach biadh

anois

anois ár buó romó a measc na bhPhi-
listineach?
31. Agus do buáileadar na Philistinigh an lá sin ó Mhichmas go
Haialon; ⁊ do bádar na daoine rolag.
32. Agus do thiomáinedar na
daóine ar na creachaib, agus do ga-
badar cáoirigh, agus daim, agus gam-
na; agus do marbadar ar an tta-
lum iad, agus dúadar na daóine iad *
maille re na bfuil.
33. Ann sin do innisiodar do Shaul,
gá rád, féch do peacaid an pobal a
nagaidh an Tigerna, mar a táid ag
ithe gon an bhfuil; agus a dubairt
seision, do sáruigheabhair: iomlaitig
cloch mór cugamsa a niug.
34. Agus a dubairt Saul, leathnu-
gid sib féin a measc cáich, agus ab-
raid riu, tugaidis cugamsa ann so
gach fhoirne a dam, agus gach fhoir-
ne a cáora, agus marbaidis ann so
iad, agus itedis, agus ná peacai-
ghedis a nagaid an Tigerna a
nithe maille ris an bhfuil. Agus tu-
gadar an pobal uile gach fhoirne a
dhamh leis a noidhche sin, a-
gus do marbadar ann sin iad.
35. Agus do rinne Saul altóir
don Tigerna, si sin an ced altóir
do rinne sé don Tigerna.
36. Agus a dubairt Saul, deanum
sios a ndiáigh na bhPhilistineach san
noidhche, agus creacham iad nó go tti
solus na maidne, agus ná fágbam
duine dáoib. Agus a dubhradarsan,
déna gid bé ni is fearr do cithear duit:
ann sin a dubairt an sagart, táirn-
giom ann so láim re Dia.
37. Agus diarr Saul comairle ar
Dhia; an raca mé sios a ndiáigh na
bhPhilistineach? an ttiubra tú a láim
Israel iad? ach nior freagair sé an
lá sin é.
38. Agus a dubairt Saul, táirn-
gid a lathair ann so a bhfuilti do dáoinib
as * fearr ann sin: agus biodh a fios
agaib, agus féchaid cáit a raib an
peacad so a niug.
39. Oir, mar maireas an Tigerna,
noch sáoras Israel, biodh gur ob ann Io-
natan mo macsa atá, do geba sé
bás go deimin: ar ni raib duine a
measc an pobail do freagair é.
40. Ann sin a dubairt sé re hIsrael
uile, bithse ar leataob, agus biaidh
misi agus Ionatan mo mac don táob
eile: agus a dubairt an pobal re
Saul, déna mar do cithear duit féin.
41. Uime sin a dubairt Saul ris an
Tigerna Dia Israel, tairbein cran-
char coimhthrom. Agus do tuit ar Shaul,
agus ar Ionatan: as do sáorad an
pobal.
42. Agus a dubairt Saul, teilgid
crannchar eadramsa agus mo mac Io-
natan: agus do tuit sé ar Iona-
tan.
43. Ann sin a dubairt Saul re Io-
natan, innis dam, creud do rinne tú? a-
gus do innis Ionatan dó, agus a du-
bairt, ni dhearna mé acht begán mela do
blas lé bárr slaite do bí am láim;
agus féuch, caitfid mé bás dfa-
gáil.
44. Agus do freagair Saul, go ndéar-
na Dia sin, agus tuilleadh mar an
gcéadna: óir do geba tú bás go dei-
min, a Ionatan.
45. Agus a dubhradar an pobal
re Saul, an bhfuighe Ionatan bás, noch
do oibrigh an tárrtháil mórso ann Is-
rael? nar léigid Dia: mar maireas an
Tigerna, ni racaid ribe do gruaig
a chinn chum talman: óir do oibrigh
sé le Dia a niug: mar sin do bena-
dar an pobal Ionatan amach, nách ar
thuit sé chum báis é.
46. Ann sin do chuaid Saul sios ó
leanmhuin na bhPhilistineach: agus do
chuádar na Philistinigh dá monad
féin.
47. Mar sin do gab Saul an Rio-
gachd ós cionn Israel, agus do chathaig
a nagaid a námhad a ngach táob; a nagaid
Mhóab, agus a nagaidh cloinne Ammon,
agus a nagaid Edom, agus a nagaid
Rig Sóbah, agus a nagaid na bhPhilis-
tineach: agus gid bé taob a niompoigheadh
é féin, do buaidhreadh iad.
48. Agus do chruinnigh sé sluágh,
agus

*Leibht. 7.26. & 19. 26. Deut. 12.16.

*Breith. 20. 2.

agus do ḃuail sé na Hamalecitiġ, agus do ṡaor Israel as lámhaibh na muinntire do ḃí dá milleadh.

49. Anois dob iad mic Shauil, Ionatan, agus Isui, agus Melchisua: agus dob iad so anmanna a deise ingen, ainm na mná fá sine Merab, agus ainm na mná dob óige Michal.

50. Agus Ahinoam ainm mná Shauil, ingen Ahimaas: agus ainm caiptin a ṡluaiġ Abner mac Ner, derbraṫair aṫar Shauil.

51. Agus Cis aṫair Shauil, agus Ner aṫair Abner fá mac do Abiel é.

52. Agus do ḃí cogadh cruaidh a naġaidh na bPhilistineaċ an fad do ṁair Saul: agus a nuair do ċiodh Saul duine láidir ar biṫ, nó duine curata, do ġeibeadh ċuige é.

## Caib. 15.

AGus a duḃairt Samuel fós ré Saul, * do ċuir an Tiġearna mise dot ungadhsa dot ḃeiṫ ad Ríġ ós ċionn a pobail, ós ċionn Israel: anois ar a nadhbharsin tabhair haire dfuaim briaṫar an Tiġearna.

*Caib. 9. 16.

2. Is marso a deir Tiġearna na sluaġ, cuimhniġim an ni do rinne Amalec re Hisrael, mar do * ċuir sé luiġeaċán roimhe ann sa tsliġe, a nuair táinic sé amach ón Negipt.

*Exod. 17. 8. Uibhre. 24. 20.

3. Anois éiriġ, agus buail Amalec, agus léirsgrios gach uile ni dá bfuil aca, agus ná coigil iad: ach marḃ an ḃean agus an fear, an leanaḃ agus naoidhe na ciċ, an dam agus an ċaora, an cámall agus an tasal.

4. Agus do ċruinniġ Saul na daoine a bfoċair a ċéile, agus do ċomáir iad ag Telaim, dá ċéad míle coisiġ, agus deiċ míle fear do Iúdah.

5. Agus táinic Saul go caṫraiġ le Hamalec, agus do ċuir luiġeaċán ann sa ġleann.

6. Agus a duḃairt Saul ris na Ceniteaċaibh, éiriġidhe, fágbhaidh so, teiġidh síos ó ḃeiṫ a measc na Namalecitidheaċ, deagla go sgriosfainn sibh maille riu: óir do taisbeanabhairsi muinntearḋas do ċloinn Israel uile, a nuair tangadar suas ar talamh na Hégipte: mar sin dimṫiġeadar na Ceniteiġ ó ḃeiṫ a measc na Namaleciteaċ.

7. Agus do ḃuail Saul na Hamalecitiġ ó Habilah nó go tti tú go Sur atá ṫall ar coimhe na Hégipte.

8. Agus do ġab sé Agag Ríġ na Namaleciteaċ beó, agus do léirsgrios na daoine uile lé faobhar an ċloidhimh.

9. Ach do ċoigil Saul, agus a muinntir Agag, agus an ċuid do b'fearr do na caoirċibh agus do na damhaibh, agus do na mértaibh, agus do na huanaibh, agus gaċ éinni bí go maiṫ, agus níor b'áill leó a léirsgrios: ar gaċ éinni dá raiḃ mímeasta agus tarcuisneaċ, do sgriosadar iad sin go hiomlán.

10. Ann sin táinic briaṫar an Tiġearna go Samuel, ġá rádh,

11. Is aiṫreaċ liom go ndearna mé Ríġ do Shaul: óir do iompoiġ sé ó mise leanmhain, agus níor ċoimlíon maiṫeanta. Agus do ġoill sin ar Shamuel, agus do eiġ ar an Tiġearna feadh na hoidhċe.

12. Agus a nuair do éiriġ Samuel go moch do teagmháil re Saul ar maidin, do hinnseadh do Shamuel ġá rádh, táinic Saul go Carmel, agus féch do ċuir sé suas áit dó féin; ar do ċas sé timcioll, agus do ġluais roimhe síos go Gilgal.

13. Agus táinic Samuel go Saul, agus a duḃairt Saul ris, go madh beannuiġ tú ón Tiġearna: do ċomaill mise aiṫne an Tiġearna.

14. Agus

14. Agus a dubhairt Samuel, má seadh cred í an meidhleach so na ccaorach ann mo ċluasaibh, agus géimneach na ndamh ad ċluinim?

15. Agus a dubhairt Saul, ó na Hamalecitecaibh tugadar iad: óir do ċoigleadar na daoine an ċuid do b'fearr do na caoiriġibh, agus do na damhaibh do iodhbairt dot Thiġerna Diasa, agus do sgrios amar tríd amach an ċuid eile.

16. Ann sin a dubhairt Samuel re Saul, fan, agus ínneosa misi dhuit cred a dubhairt an Tiġerna riom a noċt. Agus a dubhairt seision ris, abair romhad.

17. Agus a dubhairt Samuel, a nuair do bhí tú beag ad radharc féin nach dearnadh ceann díot ar ṫreibhibh Israel, agus nar ungaidh an Tiġerna ṫú ad Ríġ ós cionn Israel?

18. Agus do ċuir an Tiġerna ṫusa a ttúrus, agus a dubhairt, éiriġ agus sgrios tríd amach na peacaiġ na Hamalecitiġ, agus troid riú nó go sgriostar iad.

19. Uime sin cred fá nar umhluiġ tú do ġuth an Tiġerna, acht do ling tú ar a nédáil, agus do rinne tú cionta a radharc an Tiġerna?

20. Agus a dubhairt Saul ré Samuel, ní headh do umhluiġ misi do ġuth an Tiġerna, agus do ċuaidh mé san tsliġe ionar ċuir an Tiġerna mé, agus ṫug mé Agag Ríġ na Namalecitech liom, agus do sgrios mé na Hamalecitiġ uile.

21. Ach rugadar an pobal leó don nédáil, caoirigh agus daim, agus an ċuid bá fearr dá gach éinni ba cóir a leirsgrios, ċum iodhbarta dot Thiġerna Dia a Ngilgal.

22. Agus a dubhairt Samuel, an bhfuil oiread dúile ag an tTiġerna a nofrálaibh loisge, agus a niodhbartaibh, mar atá aige a numhla do ġlór an Tiġerna? féuċ, is fearr * umhluġadh ná iodhbairt, agus éisdeacht ná méathas reitheadh.

23. Oir ionann dul an aghaidh ursamas, agus peacadh piseógaiġ, agus easumhla ionann agus ligcent agus iodhaladhradh: do ċionn gur ṫarcuisniġ tu focal an Tiġerna, do ṫarcuisniġ seision ṫusa mar an gcéadna ó ḃeiṫ ad Ríġ.

24. Agus a dubhairt Saul re Samuel, do peacaidh mé: óir do sháruiġ mé aiṫne an Tiġerna, agus do ḃriaṫrasa; do ċionn gur raibh eagla an ṗobail orm, agus gur aontoiġ mé dá nglór.

25. Anois ar a nadhbharsin, guidhim ṫú, tabhair maiṫeamhnus mo ṗeacaidh dhamh, agus iompóiġ liom a ris go nadhradh mé an Tiġerna.

26. Agus a dubhairt Samuel re Saul, ní fillfe misi leat: óir do ṫarcuisniġ tú focal an Tiġerna, agus do ṫarcuisniġ an Tiġerna ṫusa ó ḃeiṫ ad Ríġ ar Israel.

27. Agus a nuair do ḟill Samuel dimṫeacht ar ais, rug seision ar imfalluinge aige, agus do bris í.

28. Agus a dubhairt Samuel ris, do réub an Tiġerna ríoġaċt Israel uaitsi a niuġ, agus ṫug í dod ċomharsain, noċ is fearr ná ṫusa.

29. Agus fós ní dhéarna neart Israel bréug, agus ní biá aiṫreaċ: óir ní duine é ar a mbiadh aiṫreachus air.

30. Ann sin a dubhairt sé, do peacaidh mé: guidheadh guidhim ṫú, onóruiġ mé anois roimhe seanóiribh mo ṗobail, agus roimhe Israel, agus iompoiġ liom a ris go nadhraidh mé do Thiġerna Dia.

31. Mar sin do ḟill Samuel a ris a ndiaiġ Shauil: agus do adhair Saul an Tiġerna.

32. Ann sin a dubhairt Samuel, tabhairse leat annso ċugamsa Agag Ríġ na Namalecitech; agus ṫáinic Agag suas ċuige go cóirighṫe. Agus a dubhairt Agag, go deimin do ċuaidh searbhadus an ḃáis ṫaraṁ.

33. Agus a dubhairt Samuel, mar do rinne do * ċloidheamhsa mná gan ċloinn, mar sin biaidh do ṁáṫair gan ċloinn a measc na mban. Agus do ġearr Samuel

* Eccles. 5. 1. Hos. 6. 6. Math. 9. 13. & 12. 7.

* Exod. 17. 11 Uibhr. 14 45.

agus na coṫċannaiḃ a laṫair an Tiġ-
earna a nGilgal.
34. Ann sin do ċuaiḋ Samuel go
Rámah, agus do ċuaiḋ Saul súas go
Gibeah Sháoil dá ṫiġ féin.
35. Agus ni ṫáinic Samuel nísa
mó d'fheicsin Shaoil go ló a báis: gi-
deaḋ do ċaóin Samuel Sául, agus doḃ
aiṫreaċ leis an TTiġearna mar do
riñe sé Riġ do Shaul ós cionn Is-
rael.

## CAIB. 16.

AGus a dubairt an Tiġearna
re Samuel, gú fad bias
tú ag dóbrón tre Shaul,
ó ċuir misi ar gcúl é ó
beiṫ na Riġ ós cionn Israel? Lion ha-
darc dola, agus imṫiġ, cuirfiḋ misi
tú ċum Iesse an Betlehemiteaċ; óir
do ṫoġ mé Riġ dam féin a measc a
mac.
2. Agus a dubairt Samuel, cionnus
fhéadfamsa dul ann? má ċluin Saul é,
muirfiḋ sé mé. Agus a dubairt an
Tiġearna, beir colpaċ leat, agus a-
bair, ṫáinic mé do ḋéanam iodbarta don
Tiġearna.
3. Agus goir Iesse ċum na hiodb-
arta, agus taisbéanfaiḋ misi ḋuit
créd ḋéanas tú, agus ungfaiḋ tú
damsa an té ainmneoċus mé ḋuit.
4. Agus do riñe Samuel gaċ ni
dá ndubairt an Tiġearna, agus ṫáinic sé
go Betlehem, agus do ċriṫnuiġeadar
sinsir an baile re na ṫeaċt, agus a
dubradar, an go síoṫċánta ṫig tu-
sa?
5. Agus a dubairt seision, is go
síoṫċánta: ṫáinic mé dioḋbairt don
Tiġearna: náomuiġiḋ sib féin, agus
tigiḋ liom ċum na hiodbarta. Agus
do náomuiġ sé Iesse, agus a mic,
agus do goir iad ċum na hiodhbar-
ta.
6. Agus tárla a nuair tanga-
dar, gur fheuċ sé ar Eliab, agus a
dubairt, is deimin go bfuil ungthaċ an
Tiġearna a laṫair.
7. Agus a dubairt an Tiġearna re
Samuel, ná feuċ ar a ġnúis no ar
áirde a ṗearsan, do ċionn gur ḋiult
misi é: óir ni faiceann an Tiġearna
mar do ċí duine; óir do ċí an duine
an ni bias a bfiaḋnuise a súl, as do
ċí an Tiġearna an * croiḋe. * 1 Cron. 28.
8. Ann sin do goir Iesse Abina- 9. Psalm. 7. 9.
dab, agus tug air gabáil ṫairis a la- Jer. 11. 20. & 17. 10. &
ṫair Shamuel: agus a dubairt sé, ni 20. 12.
hé so fós do ṫoġ an Tiġearna.
9. Ann sin tug Iesse ar Shammah
gabáil ṫairis: agus a dubairt seision,
ni hé so fós do ṫoġ an Tiġearna.
10. A risis tug Iesse air moirseisear
dá macaiḃ gabáil ṫar Shamuel: agus
a dubairt Samuel re Iesse, níor ṫoġ
an Tiġearna iadso.
11. Agus a dubairt Samuel re Ies-
se, an bfuilid do ċlann uile annso?
agus do freagair seision, atá fós an
mac as óige gan a beiṫ ann, agus
féuch atá sé ag coimead na gcaor-
rach; agus a dubairt Samuel re Ies-
se, * cuir fios air, agus tabair leat * 2 Sam. 7.
é: óir ni suiḋfem síos nó go ttí sé 8. Psalm. 78.
annso. 70.
12. Agus do ċuir sé fios air, agus
tug a steach é: bá dearg agus scia-
mach a ndeilb é maille re brioġas súl:
agus a dubairt an Tiġearna, éiriġ
agus ungaiḋ é: óir as é so eis-
ion.
13. Ann sin do ġlac Samuel a na-
darc ola, agus do ungaiḋ eision a
lár a ḋearbráiṫreach, agus ṫáinic spio-
rad an Tiġearna ar Dháibi ón ló sin
amaċ; ann sin d'éiriġ Samuel súas,
agus do ċuaiḋ go Rámah.
14. Ach do ċuaiḋ spiorad an
Tiġearna ó Shaul, agus do buáiḋir
droiċspiorad ón TTiġearna é.
15. Agus a dubradar muintir
Shaoil ris, féuch anois atá droiċ-
spiorad ó Dhia dot buáiḋreaḋ.
16. Abraḋ ar TTiġearna anois

re na seirḃiseaċaiḃ atá ḋa láṫair, ḋuine iarrṫar noċ seinnfeas go gasda ar ċláirsiġ: agus is amlaiḋ bias a nuair ṫiocfas an droiċspiorad ó Ḋhia ort, go seinnfiḋ seision le na láim, agus go mbia tusa go maith.

17. Agus a duḃairt Saul re na seirḃiseaċaiḃ, faġaiḋ ḋam anois duine fhéadas seinm go maiṫ, agus tugaiḋ ċugam é.

18. Ann sin do ḟreagair áon do na seirḃiseaċaiḃ, agus a duḃairt, féuċ do ċonnairc misi mac do Iesse an Bethlehemiteċ, noċ atá eólgaċ a seinm, agus na ḋuine ro láidir gaisgeamhuil, agus na ḟear cogaiḋ, agus glic a cconnraiḃ, agus na ḟear sgiamaċ, agus atá an Tigearna maille ris.

19. Uime sin do ċuir Saul teaċta go Iesse, agus a duḃairt, cuir ċugam Dáibhi do mhac, noch atá ag an ttréud.

20. Agus do ġlac Iesse asal fá úalach arán, agus buidéul fiona, agus meannán, agus do ċuir le na ṁac Dáibi iad ċum Saul.

21. Agus ṫáinic Dáibi go Saul, agus do seas ḋá láṫair, agus do bí grád mór aige air, agus do bí na ḟear iomċartha a airm aige.

22. Agus do ċuir Saul fios ċum Iesse ga ráḋ, guiḋim ṫú, léig do Ḋháibi seasam am láṫairsi; óir fuáir sé fabhar am raḋarc.

23. Agus tárla a nuáir ṫáinic an droiċspiorad ó Dhia ar Shaul, gur ġlac Dáibi cláirseach, agus gur seinn le na láim: ionnus go bfuair Saul caḃair, agus go raiḃ go maiṫ, agus dimṫiġ an droiċspiorad uaiḋ.

## CAIB. 17.



Nois do ċruinniġeadar na Philistinig a slúagh a cceann a ċéile ċum caṫa, agus do ċruinniġeadar iad féin a bfoċair a ċéile a Sócoh, noċ is le Iúdah, ⁊ do campuiġeadar eidir Shócoh, agus Hasécah an Ephes-dammim.

2. Agus do ċruinnigh Saul, agus muinntir Israel a bfoċair a ċéile, agus do ċampuighedar láim re gleann Elah, agus do ċuireadar an caṫ a nórdughaḋ a naghaiḋ na bPhilistinech.

3. Agus do seasadar na Philistinig ar sliaḃ a ttaoḃ, agus do seas Israel ar sliaḃ don táoḃ eile: agus do bí gleann eatorra.

4. Agus do ċuáiḋ gaisgiḋeach amaċ as campa na bPhilistinech, dar bainm Goliah ó Ghát, ann a raiḃ sé cubaid agus réise ar áirde.

5. Agus do bí ceinbeirt práis ar a ċeann, agus do bí éidiġṫe lé lúirig: agus do ċomṫromaiḋ an lúireach cúig míle Secel práis.

6. Agus do bádar asáin práis ar a loirgnib, agus góirséd práis eidir a ġuaillib.

7. Agus ba cosmhuil crann a ġaṫ re garmain fiġeadóra, agus do ċomṫromaiḋ ceann a ġaṫ sé ċéd Secel iarainn; agus óglaċ ag iomċar a sceiṫe ag gabáil roime.

8. Agus do seas sé, agus dfúagair ar slúaġaiḃ Israel, agus a duḃairt riu, cred fá ttangabhair amach do ċur bur gcaṫa na suiḋe? nach Philistinech misi, agus nach searḃḟoġantuiḋe do Shaul sibsi? toġaiḋsi duine ḋaoiḃ féin, agus tigeaḋ sé a núas ċugamsa.

9. Má bionn do neart ann troid riomsa, agus go marbfiḋ sé mé, ann sin béimne ar searḃḟoġantuiḋ agaiḃsi: ach má buáiḋimsi na aġaiḋsion, agus go marbfe mé é, ann sin beiṫise bur searḃḟoġantaiḃ againne, agus do ḋéantaoi seirbis dúinn.

10. Agus a duḃairt an Philistineċ, beirimse duḃslán slóig Israel rum a niuġ: cuiridis ċugam duine, go ttroidmis ré ċéile.

11. A nuáir do ċuála Saul, agus Israel uile na briaṫra sin an Philistinig, do bádur uile a nasgcruth, agus lán degla.

12. A-

* Cab. 16. 1. 12. Anois Dáibi, bá * acmē don
Nēphrátitēċsin ó Bhetlehem-Iūdah,
dar bainm Iesse, agus do bhádar
oċtar mac aige: agus do bi an tóg-
laċ mar duine foirfe a measg na ndaói-
ne a láetib Shauil:

13. Agus do imtiġedar an triur
mac fá sine ag Iesse, agus do lena-
dar Saul ċum an ċata, agus do
biad anmanna an triuir mac do ċuaidh
ċum an ċata, Eliab an mac fá sine,
agus na diáiġ sin Abinadab, agus
an tres mac Sammah.

14. Agus do bē Dáibi an mac
dob óige, agus do lenadar an triur
fa sine Saul.

15. Ach dimtiġ dáibi, agus dfill
sē ó Shaul do ċoimēd cáorach a aṫar
a mBet-lehem.

16. Agus do tigeadh an Philisti-
neaċ a ngar, maidin agus tráṫnó-
na, agus do ṫaisbenad ē féin ar fead
ċeaṫraċad lá.

17. Agus a dubairt Iesse re Dáibi a
ṁac, glac a nois ċum do dearbráiṫreaċ
Ephah don ġrán dóite si, agus na
deiċ mbuilinsi, agus riot don ċampa
ċum do dearbráiṫreaċ.

18. Agus beir na deiċ gcáise si
ċum caiptin a milesion, agus féach
cionnus ataid do dearbráiṫre, agus
glac a ngeall.

19. Anois do bi Saul agus iad-
san, agus fir Israel uile a ngleann
Elah ag troid ris na Philisti-
nib.

20. Agus do éiriġ Dáibi súas go
moċ ar maidin, agus dfág na cáoi-
riġ ag coimeádaiġ, agus rug leis,
agus dimtig mar a dubairt Iesse ris;
7 ṫáinic sé ċum an trinsi, a nuair do
bi an slúaġ ag dul amaċ do ṫroid,
agus do gairedar ċum an ċata.

21. Oir do ċuiredar Israel, agus
na Philistinig iad féin a nórdugad
cata, slúaġ a naġaid slóiġ.

22. Agus dfág Dáibi a ċarráiste a
láim coimēdaiġ an ċarráiste, agus do
rioṫ fán tslúaġ, agus ṫáinic agus
do beannuiġ sē dá dearbráiṫrib.

23. Agus fan nam a raib ag
comrád riu, fēch ṫáinic súas an
gaisgidheach ( an Philistineach ó
Ghát dar bainm Goliah ) amaċ as
sluaġ na bhPhilistineach, agus do
labair do réir na mbriaṫar gcēdna,
agus do ċúaluiġ Dáibi iad.

24. Agus a nuair do ċonncadar po-
bal Israel uile ē, do ṫeiṫedar roimhe,
agus do bádar lán deagla.

25. Agus a dubradar muinntir
Israel, an bfacabair an tē so ṫáinic
suas? go deimin is do ṫabairt masla
Disrael ṫáinic sē súas: agus is
amluiġ biás, gidh bē duine mharḃos ē,
go ndēna an Riġ saidbir ē le hiomad
máoine, agus * go ttiubra a ingean * Jos. 15.
dó, agus go ndēna tiġ a aṫar sáor
a Nisrael:

26. Agus do labair Dáibi ris na dáoi-
nib do sheas láim ris, ġá rád, cred
do déntar ris an tē marbus an Phi-
listineachsa, agus tóigfeas a mioclú
do Israel? óir cia hē an Philistineaċ
neamṫimċillġearrṫasa, as a ngreimeoċad
sē slúaġ Dē bi?

27. Agus do freagradar na dáoine
ē ar an modhso ġa rád, is mar súd
do déantar ris an tē mharbhas ē.

28. Agus do ċuála Eliab a dear-
bráṫair bá sine a nuair do labair sē ris
na daóinib; agus do las fearg Eliab
a naġaid Dháibi, agus a dubairt, cred
as ttáinic tusa a nuas annso? agus
cia ag ar fág tú an beagán cáoraċ
sin annsa bfásach? atá fios húabair
agamsa, agus urcoide hinntinne: óir
ṫáinic tú a nuas, ċum go bfaicfeá
an caṫ.

29. Agus a dubairt Dáibi, cred do
rinne mē a nois? anē nac raib gnoṫuiġe
agam?

30. Agus do fill sē uadh go duine
eile, agus a dubairt ar an mod ccéado-
na: agus do freagradar cáċ ē do
réir an ċēdmoda.

31. Agus a nuair do ċlos na briá-
ṫra sin do labair Dáibi, do innisiodar
iad a laṫair Shauil: agus do cuir sē
fios air.

32. Agus a dubhairt Dáibhi re Saul, ná headhlaigheadh croidhe ḋuine roimhe, rachaidh do ṡeirḃḟoghantaigh, agus troidfidh sé ris an bhPhilistineachso.

33. Agus a dubhairt Saul re Dáibhi, ni bhfuil ionnadh ar óganach, agus eision na ḟear cogaidh ó na aóis óig.

34. Agus a dubhairt Dáibhi re Saul, do bhi do ṡeirbhiseach a mbun ċaorach a aṫar, agus ṫáinic leoman agus maṫghamhain, agus rugadar úan as an ttreud:

35. Agus do ċuaidh misi amach na dhiaigh, agus do bhuáil ios é, agus do bhean mé as a bhéul é: agus a nuair do éirigh sé am aghaidh, rug mé ar ḟéasóig air, agus do bhuáilios agus do marbhus é.

36. Do ṁarbh do ṡeirbhḟoghantaigh an leoman agus an maṫghamhain: a-
* gus biáidh an Philistineach neimhṫim-
ċillghearrṫasa mar áon aca, ó ṫug
sé dúbhshlán slóigh Dhé bhi.

37. A dubhairt Dáibhi fós, an Tighearna do ṡáor misi ó crobh an leomhain agus ó ċrobh an ṁaṫghamhain, sáorfaidh sé as láimh an Philistinighsi mé. Agus a dubhairt Saul re Dáibhi, éirigh, agus go raibh an Tighearna maille leat.

38. Agus do éidigh Saul Dáibhi le na arm féin, agus do ċuir sé clogad práis air a ċeann, agus do éidigh sé é mar an gcédna lé lúireach.

39. Agus do ghabh Dáibhi a ċloidheamh air uachtar a éidigh, agus do ṫionnsgain sé siubhal, óir nior ċleachd sé é: agus a dubhairt Dáibhi re Saul, ni ḟédaimsi siubhal ionntasa: óir nior ċleachd mé iad, agus do ċuir Dáibhi dhe iad.

40. Agus do ghlac sé a bhata iona láimh, agus do ṫogh dhó féin cúig cloċa bláiṫe as a nabhainn, agus do ċuir iad a mála áodhaire, noċ do bhi aige, eadhon a ttiáċ: agus do bhi a ċrann tábhaill na láimh, agus do ghluáis mar a raibh an Philistineach.

41. Agus ṫáinic an Philistineach air aghaidh, agus do dhruid a bhfogus do Dháibhi, agus do ċuáidh an té do bhi ag iomċar a sgéiṫe roimhe.

42. Agus a nuair dfeaċ an Philistineach timchioll, agus do ċonnairc sé Dáibhi, do ṫarcuisnigh sé é; óir ni raibh acht óg, agus é dearg, agus delbh sgiamhach air.

43. Agus a dubhairt an Philistineach ré Dáibhi, an madradh misi, as a ttig tú ċugam re batadhaibh? agus do ṁallaigh an Philistinech Dáibhi lé na dhéibh.

44. Agus a dubhairt an Philistinech re Dáibhi, tárr ċugamsa, agus do bhéara mé ṫeóil déanlaiṫ a naiéir agus dainmintibh an ṁachaire.

45. Ann sin a dubhairt Dáibhi ris an bPhilistineach, tig tusa ċugamsa le cloidheamh, agus le gaṫ, 7 lé sgéiṫ; acht tigimsi ċugadsa a nainm Thighearna na slógh, Dia sluaigh na Nisraeliteach, noċ do ghreannaigh tusa.

46. A niugh bhéaras an Tighearna ṫusa am láimhsi, agus buáilfidh mé ṫú, agus beanfaidh mé do ċeann diot, agus do bhéara mé conblaċa sluáigh na bhPhilistinech déanlaiṫibh a naiéir, agus do bheaṫaċaibh állta an ṁachaire; ċor go mbia a ḟios ag an domhan uile, go bhfuil Dia a Nisrael.

47. Agus biáidh a ḟios ag an ccomċruinniughadh so uile, naċ lé gaṫ nó lé cloidheamh ṡáoras Dia: (óir is leis an tTighearna an caṫ,) agus do bhéara sé sibhsi ann ar láimhne.

48. Agus tárla a nuáir do éirigh an Philistinech, agus ṫáinic, agus do dhruid a bhfogus do ṫeagmháil ré Dáibhi, go ndéarna Dáibhi deiṫnios, agus gur rioċ gus an tsluágh do ṫeagmháil ris an bhPhilistinech.

49. Agus do ċuir Dáibhi a lámh iona ṁála, agus ṫug cloċ as, agus do ċaiṫ i as a ċranntábhaill, agus do buáil an Philistinech iona ḟéadan, ionnus go ndeaċaidh an cloch iona ḟéadan; agus do ṫuit sé ar a aghaidh ċum na talman.

50. * Mar sin do bhuadhaigh Dáibhi ar an bhPhilistinech lé crann tábhaill * Eccl. 47.4 1 Macab. 4. 30.
agus

agus lé cloich, agus do buáil sé an Philistinech, agus do ṁarḃ sá é: as ni raiḃ cloiḋem ar biṫ a láim Dháiḃi.

51. Uime sin do riṫ Dáiḃi, agus do ṡes suas ar an Philistinech, agus do ġlac a ċloiḋeaṁ, agus do ṫarraing amaċ as a ṫúbla é, agus do ṁarḃ an Philistineċ, agus do ḃain a ċēn de, leis: agus a nuáir do ċoncadar na Philistinig go raiḃ a ngaisgiḋeċ marḃ, do ṫeiṫedar.

52. Agus do éirġedar muintir Israel, agus muintir Iudah, agus do ġáiredar agus do lenadar na Philistinig nó go ttí tu go glen agus go geataiġ Ecron; agus an lus do loiteḋ do na Philistinib do ṫuitedar sios aṁsa tsliġe go Saaraim go ruige Gát, agus go ruige Ecron.

53. Agus do ḟilledar clan Israel ó ṫóraiġeċt na Philistinech, agus do ċreċadar a lóistinige.

54. Agus do ġlac Dáiḃi cēn an Philistinig, agus ṫug leis go Hierusalem é: as do ċuir sé a arm iona lóistin.

55. Agus a nuáir do ċonnairc Saul Dáiḃi ag dul amaċ a naġaiḋ an Philistinig, a duḃairt sé ré Habner captin an tsluáiġ, Abner, cia dar mac an tógánaċsa? agus a duḃairt Abner, mar ṁairios hanum, a Riġ, ni feidir mise sin.

56. Agus a duḃairt an Riġ, fiafruiġ tusa cia dar mac an tógánach sa?

57. Agus iar bfilleḋ do Dháiḃi ó ṁarḃaḋ an Philistinig, do ġlac Abner é, agus ṫug leis é a lataiġ Shauil maille re cēn an Philistinig na láim.

48. Agus a duḃairt Saul ris, cia dar mac tusa a ógánaiġ? agus do ḟreaġair Dáiḃi é, agus a duḃairt, as mise mac do ṡerḃíseaċ lesse an Bet-lehemeċ.

CAIB. 18.


Agus tárla a nuair do ċuir sé deireḋ ar laḃairt ré Saul, gur ċoimċengail anum Ionatan re hanam Dháiḃi, agus do ġráḋuiġ Ionatan é mar a anum féin.

2. Agus do ġlac Saul ċuige é an lásin, agus niór léig dó dul níos mó go tiġ a aṫar.

3. Ann sin do rinne Ionatan agus Dáiḃi cunnraḋ, do ċionn gur ḃionnuiġ leis é mar a anum féin.

4. Agus do ḃean Ionatan an róba do ḃi uime féin de, agus ṫug do Dháiḃi é, agus a ċulaiḋ go ruige a ċloiḋem, agus a boġa, agus a ċrios.

5. Agus do ṫiaġ Dáiḃi amaċ giḋ bé ball a gcuireḋ Saul é, agus do iomċuir é féin go glic: agus do ċuir Saul ós cionn a lucht cogaiḋ é, agus do ḃi sé taitneṁaċ a raḋarc gaċ uile ḋuine; agus mar an gcéadna a raḋarc serḃíseach Shauil.

6. Agus tárla mar do ṫangadar, a nuáir do ḟill Dáiḃi ó ṁarḃaḋ an Philistinig, go ttangadar na mná amach as uile ċaiṫreċaib Israel, ag seinm agus ag damhsa a gcoinne an Riġ Saul re tiompánuiḃ, re gairdechus, agus re hadḃaraiḃ ceoil.

7. Agus do ḟreaġradar na mná a ċéile mar do ḃádar ag seinm, agus a duḃradar, do ṁarḃ * Saul a ṁilte, agus Dáiḃi a ḋeiċ ṁilte.

8. Agus do ḃi Saul ro ḟeargaċ, agus do ġoill an ċainntsin é go mór, agus a duḃairt sé, do ċuiredar deiċ ṁilte a leiṫ Dháiḃi, agus nior ċuiredar am leiṫsi aċ ṁilte: agus cred ḋob éidir leis d'faġáil níos mó aċ an Ríoġaċt?

* Caib. 21. 11. & 29. 5. Ecclus. 47. 6.

9. Agus

9. Agus do bhí súil Shauil ar Dháibhi ón láśin amach.

10. Agus tárla ar na mháreach go ttáinic an droichspiorad ó Dhia ar Shaul, agus do rinne sé fáidheadóireacht a lár an tighe: agus do sheinn Dáibhi le na láimh mar uáiribh oile; agus do bhí bunnsach a láimh Shauil.

11. Agus do chaith Saul an bunnsach: óir a dubhairt sé, buailfe mé Dáibhi tríd go nuige an balla: agus do sheachain Dáibhi fá dhó as a radharc.

12. Agus do bhí eagla ar Shaul roimhe Dháibhi, do chionn go raibh an Tighearna maille ris, agus gur imthigh sé ó Shaul.

13. Ar a nadhbharsin do athruigh Saul uadha é, agus do rinne sé a chaiptín ós cionn míle dhe; ⁊ do teigeadh sé amach, agus do thigeadh sé a sdeach roimhe an bpobal.

14. Agus do iomchuir Dáibhi é féin go glic iona shlighthibh uile, agus do bhí an Tighearna maille ris.

15. Uime sin a nuair do chonnairc Saul gur iomchuir sé é féin go ró ghlic, do bhí eagla aige roimhe.

16. Ach do ghráduigh Israel agus Iudah uile Dáibhi, do chionn go tteigeadh sé amach, agus go ttigeadh a sdeach rompa.

17. Agus a dubhairt Saul re Dáibhi Féuch minghean is sine Merab do bhéara mé dhuit í na mnaoi; ach amháin bí cródha ar mo shon, agus troid catha an Tighearna: óir a dubhairt Saul, ná beanadh mo lámhsa ris, acht bíodh lámh na bPhilistíneach air.

18. Agus a dubhairt Dáibhi re Saul, cia misi? agus cred mo bheatha, nó muintir mathar a Nisrael, as a mbéinn am chliamhuin ag an Righ?

19. Acht tárla a nuáir fa ttiubhartaoi Merab inghean Shauil do Dháibhi, gur tugadh í do Adriel an Meholatiteach na mnaoi.

20. Agus do ghráduigh Michal inghean Shauil Dáibhi, agus do innisiodar sin do Shaul, agus do thaitin an ní sin ris.

21. Agus a dubhairt Saul, do bhéara mé dhó í, chor go mbia sí na lion dhó, agus go mbéidh lámha na bPhilistíneach na aghaidh: uime sin a dubhairt Saul re Dáibhi, biáidh tú a niugh ad chliamhuin agam a ccéadar don dís.

22. Agus do aithin Saul dá sheirbhfoghantuibh dá rádh, labhruidh re Dáibhi go secreideach, agus abruidh, féch atá dúil ag an Righ ionnad, agus gráduighid a sheirbhisigh uile tú: anois ar a nadhbharsin bí ad chliamhuin ag an Righ.

23. Agus do labhradar seirbhfoghantuighe Shauil na briathrasin a ccluasaibh Dháibhi: agus a dubhairt Dáibhi, an saoiltíse gur ni súarrach beith a gcleamhnus Righ, do brígh nach bfuilimsi acht am dhuine bochd, agus fa meas éttrom?

24. Agus do innisiodar seirbhfoghantuighe Shauil dhó, gha rádh, ar an modhso do labhair Dáibhi.

25. Agus a dubhairt Saul, mar so déarthaoi re Dáibhi, ní bfuil an Righ ag iarruidh croidh ar bith, acht céd rémhcroicean do na Philistínibh, do dhéanamh díoghaltais ar náimhdibh an Righ: acht do shaoil Saul Dáibhi chur do thuitim le láimh na bPhilistíneach.

26. Agus a nuair do innisiodar a sheirbhfoghantuighe do Dháibhi na briathrasa, do thaitin re Dáibhi go maith beith na chliamhuin ag an Righ: agus níor chríochnuigheadh na laethe.

27. Ar a nadhbharsin, do imthigh Dáibhi, é féin agus a mhuintir, agus do mharbh sé do na Philistínibh dá chéd fear; agus thug Dáibhi a rémhcroicionn leis, agus do thaisbeanadar iad go hiomlán don Righ, chor go mbiath sé na chliamhuin ag an Righ: agus thug Saul a inghean Michal dhó na mnaoi.

28. Agus do chonnairc Saul, agus do bhí a fhios aige an Tighearna do bheith lé Dáibhi, agus gur ghráduigh Michal inghean Shauil é.

29. Agus fós bá móide eagla Shauil roimhe Dháibhi sin; agus tainic Saul chum a beith na námhuid ag Dáibhi a gcomhnuidhe.

*Brei[...] 17. & Caib. [...] Psalm. 109

30. Ann sin do ċuadar prionnsaiḋe na bhPhilistineaċ amaċ: agus tárla a nuáir do ċuadar na Philistinigh amaċ, gur iomċuiḋ Dáibi é féin ni budh fearr ná seirbhfoġantaiġe Shauil uile, ionnus go raibh a ainm ro oirḋeirc.

---

## CAIB. 19.



Agus do labhair Saul ré Ionatan a mac, agus ré na seirbhíseaċaibh uile, go marbhaidís Dáibi.
2. Ach do bí dúil mór ag Ionatan mac Shauil ann Dáibi: agus dinnis Ionatan do Dháibi, gá rádh, atá maṫair Saul ag iarraiḋ do marbhṫa: a nois ar a nadhbharsin guiḋim tú, tabhair aire duit féin go maidin, agus fan a náit seċréidiġ, agus foluiġ tú féin.
3. Agus raċaidh misi amach, agus seassaidh mé ré taóibh maṫar ann sa maċaire mar a mbia tusa, agus laibheoraiḋ mé rem aṫair dot taobhsa; agus gidh bé ni ċífeas mé, inneosa mé duitse é.
4. Agus do labhair Ionatan go maiṫ ar Dháibi ré na aṫair, agus a dubhairt ris, ná peacuiġeaḋ an Ríġ a naġaidh a ṡeirbhfoġantaiġe, a naġaidh Dháibi: do bhriġ naċ dearna seision coir ad aġaidhsi, agus do bhriġ gur ro maiṫ a oibreaċa ar do ṡon.
* Breith. 9. 17. & 12. 3. Caib. 28. 21. Psalm. 119. 109. 5. Oir do ċuir sé * a anum iona láimh, agus do marbh sé an Philistineaċ, agus do oibriġ an Tiġearna tárṫáil mór ar Israel uile: do connairc tusa é, agus do bí luaṫġáire ort: ar a nadhbhar sin cred fá ndéanta peacadh a naġaidh fola neimhċiontaiġe, Dáibi marbhaḋ gan ċúis?
6. Agus tug Saul aonta do ġlór Ionatan, agus tug Saul a mionna, mar is beó an Tiġearna, ni muirbhfighear é.
7. Agus do ġoir Ionatan ar Dháibi, agus do ṫaisbéin Ionatan na neitesi uile dó, agus tug Ionatan Dáibi ċum Sauil, agus do bí sé na láṫair mar na huaiṫibh roimhe.
8. Agus do bí cogaḋ ann a rís, agus do ċuáidh Dáibi amaċ, agus do ṫroid sé ris na Philistinibh, agus do marbh sé iad, maille ré hár mór, agus do teiṫeadar roimhe.
9. Agus do bí droċsprioraid an Tiġearna, ar Shaul ar mbeiṫ dó na ṡuiḋe ann a tiġ féin, agus bonnsaċ iona láimh, agus Dáibi ag seinm lé na láimh.
10. Agus diarr Saul Dáibi do bhualaḋ go nuiġe an balla leis an mbonnsaċ; acht ag sceinneaḋ dósan as láṫair Shauil, do buáil sé an bonnsaċ ann sa balla; agus do teiṫ Dáibi, agus do ċuáidh as a noiḋċe sin.
11. Do ċuir Saul mar an gcédna teaċta go tiġ Dháibi dá ḟaire, agus dá marbhaḋ ar maidin: agus dinnis Michal bean Dháibi dó é, gá rádh, muna gcoimhédair tú tú féin a nois, muirbhfighear tú a márach.
12. Mar sin do léig Michal Dáibi síos tríd an bhfuinneóig, agus dimtiġ sé, agus do teiṫ sé, agus do ċuáidh as.
13. Agus do ġlac Michal iomháiġ, agus do ċuir ann sa leabaiḋ é, agus do ċuir piliur dfionnaḋ gabhar mar ċeannadhairt faói, agus do foluiġ lé héadach é.
14. Agus a nuáir do ċuir Saul teaċta do ġabháil Dháibi, a dubhairt sisi, atá sé tinn.
15. Agus do ċuir Saul na teaċta uádh a rís dfeicsin Dháibi, gá rádh, tugaidh a nios ċugamsa é ann sa leabaiḋ, go marbhainn é.
16. Agus a nuair tangadar na teaċta a steach, féuch do bí iomháiġ ann sa leabaiḋ, agus piliur dfionnaḋ gabhar mar ċeannadhairt aige.
17. Agus a dubhairt Saul ré Michal, cred fár mhell tú marso mé? agus ar ċuir tú mo námhaid ar siubhal,

leis imṫigh sé as? agus do ḟreagair Michal Saul, a dubhairt sé riom, léig dam imṫeaċt; cred as a marḃfainn tú?

18. Mar sin do teiṫ Dáibi, agus do ċuáid ás, agus ṫáinic go Samuel go Rámah, agus diṅnis dó gac a ndearna Saul ris: agus dimṫigh sé féin agus Samuel, agus do ċomnuigheadar a Naiot.

19. Agus do hinnseadh do Shaul, gá rádh, feúċ atá Dáibi a Naiot an Rámah.

20. Agus do ċuir Saul teachta do ġabáil Dáibi: agus a nuáir do ċonnca-dar coinṫionól na bfáidheadh ag fáidheadóireaċt, agus Samuel na sheasamh na uachtarán ós a gcionn, do bi spiorad Dé ar teachtaibh Shauil, agus do rinneadarsan fós fáidheadóireaċt.

21. Agus a nuair do hinnseadh sin do Shaul, do ċuir sé teachta eile uadh, agus rinneadarsan fáidheadóireaċt mar an gcedna: agus do ċuir Saul teachta uadh a ris an treas uair, agus do rinneadarsan fós fáidheadóireaċt.

22. Ann sin do ċuáidh sé féin mar an an gcedna go Rámah, agus ṫáinic sé go tobar mór atá ann Sechu: agus dfiafruigh sé, agus a dubhairt, cá háit a bfuil Samuel agus Dáibi? agus a dubhairt áon, féch atáid a Naiot an Rámah.

23. Agus do chuáidh seision ann sin go Naiot an Rámah, agus do bi spiorad Dé air sion fós, agus do ġluais roimhe, agus do ṫairngir sé nó go ttáinic go Naiot an Rámah:

24. Agus fós do ṫeilg a éadach de, agus do ṫairngir a laṫair Shamuel ar an modh gcéadna, agus do luiġ sios nochtuiġ ar feadh an láe sin, agus ar feadh na hoidhche: uime sin a deirid Ca.10.11. siad, an bfuil Saul fós a measc na * bfáidheadh?

# CAIB. 20.



Agus do teiṫ Dáibi ó Naiot an Rámah, agus a dubhairt sé a laṫair Ionatan, cred do rinne mé? cred i mo ċoir? agus cred é mo peacadh a bfiaḋnuise hatar, as a bfuil sé ag iarraidh mo báis?

2. Agus a dubhairt seision ris, nár leigidh Dia, ni maraḃfiġear tú: féuch ni dhéna maṫair éinni beg ná mór, nach innéosaidh sé damsa, agus cred fa gceilfeadh maṫair an ni so orum? ni marsin atá.

3. Agus ṫug Dáibi a mionnа fós, agus a dubhairt, atá a ḟios ag haṫairsi go deimhin go bfuaras misi grása ann do radharcsa; agus a dubhairt seision, ná bíodh a ḟios so ag Ionatan, deagla go ngoillfeadh sé air; as go deimhin mar ṁairios an Tiġearna, agus mar ṁairios hanamsa, ni bfuil acht coiscéim eadram agus bás.

4. Ann sin a dubhairt Ionatan re Dáibi, gidh bé ni iarrus do ṁeanma, do dhéna misi é ar do son.

5. Agus a dubhairt Dáibi re Ionatan, féch a márach atá an Ré núadh, agus nior ċóir damsa failliġe dhéanamh gan suidhe a bfoċair an Riġ ag biadh: acht léig dam imṫeaċt go bfolchaidh mé mé féin ann sna machaibh nó go tti tráṫ nóna an treas lá.

6. Má chronuiġeann haṫair ar lorg mé, abairsi ann sin, diarr Dáibi go dithċiollach ced orumsa, go ndeachadh sé na rioṫ go Bet-lehem, a chaṫair féin: óir atá iodhbairt bliadhnamhuil ann sin don ṁuinntir uile.

7. Má deir seision maith; as maiṫ sin; do ġeba do searbḟoghan-tuiġ sioṫcháin: as má bionn sé lán dfeirg, biadh a deimhin agad gur chinn-eadh olc leis.

8. Ar a naḋbarsin do ġebṫar go
maiṫ ar do ṡeirḃiseċ tú: óir * tug
tú do ṡerḃiseċ do ḋénam cúnarta
riot an sa Tiġerna: giḋeaḋ maṫa olc
ionamsa, marḃ féin mé; creud fá
mbérṫá cum hatar mé?

* Caib. 18. 3. & 23. 18.

9. Agus a duḃairt Ionatan, go maḋ
fada uaitsi sin: óir dá mbeiṫ a ḟios
agamsa go derḃṫa go mbiaḋ olc dá
ṫionscnam cugad óm aṫair, a né nać
ninneosainn ort é?
10. Ann sin a duḃairt Dáiḃi re Io-
natan, cia ineosas dam má ḟregrann
haṫair tú go borb?
11. Agus a duḃairt Ionatan re
Dáiḃi, tárr, agus dénam amach
fán macaire: agus do ċuádar aráon
amać fán macaire.
12. Agus a duḃairt Ionatan re
Dáiḃi, ó a Ṫiġerna a Ḋhé Israel, a
nuair spionfus misi maṫair timċioll a
namarsa márać, nó an treas lá, agus
féuć má ḃionn maiṫ a ttaoḃ Dáiḃi,
agus nać ccuirfe misi sceula ann sin
ċugadsa, agus nać ineosa mé
ort é;
13. Go ndéna an Tiġerna mar
sin, agus níos romó re Ionatan: as
más i bus toil dom aṫair olc do ḋéanam
ort, ann sin foillseoċa mé ort é,
agus cuirfe mé ar siubal tú, le a
nimṫeoċa tú a sioṫċáin: agus go raiḃ
an Tiġerna maille leat, mar do ḃí
sé re maṫairse:
14. Agus ní hé amáin an feaḋ bias
mé fós beó, dhéanas tú cineul an
Tiġerna dfoillsiuġaḋ dam, ċor nać
bfuiġe mé bás;
15. Acht mar an gcéadna ní ġearrfa
tú amać do ċineul óm tiġ go braćh:
ní ḋeanam, ná fós a nuair ġearrfas an
Tiġerna naimde Ḋháiḃi amach, gach
son aca ó aġaiḋ na talman.
16. Mar sin do riṅe Ionatan cunnradh
re tiġ Ḋháiḃi dá ráḋ, go niarraiḋ an
Tiġerna é as láimh námad Ḋháiḃi.
17. Agus tug Ionatan ar Ḋháiḃi
mionnuġaḋ a ris, do ḃríġ gur
ġráḋuiġ sé é; óir do ġráḋuiġ sei-
sion é mar do ġráḋuiġ sé a anum
ein.
18. Ann sin a duḃairt Ionatan re
Dáiḃi, a márać atá an ġealaċ núaḋ,
agus cronóċfuiġear tusa do ḃríġ háite
do ḃeiṫ folam.
19. Agus a nuair ḟanfas tú trí lá,
ann sin raċaiḋ tú sios go luaṫ, agus
tiucfa tú gus a nait ionar folaiġ tú
tú féin a nuair do ḃí an ċúis ar siubal,
agus do ḋéana tú comnuiġe ag an ċloiċ
Esel.
20. Agus caiṫfe misi trí saiġde re
na taoḃ sin, mar do ċaiṫfinn re
comarṫa iad:
21. Agus féć, cuirfe mé búaċaill,
ga ráḋ, éiriġ, faġ na saiġde: má
deirim go soilléir ris an mbuaċaill,
féuć atáid na saiġde don taoḃso diot,
ann sin tárr; óir biáiḋ sioṫċáin ort,
agus ní biá doċar ar biṫ, mar maireas
an Tiġerna.
22. Ach má deirim marso ris a
nógánach, féuć atáid na saiġde ro-
mad; imṫiġse romad; óir is é an
Tiġerna do ċuir ar siubal tú.
23. Agus a ttaoḃ na cúise do laḃair
misi agus tú féin, féuć bioḋ an Ti-
ġerna ofiaḋain eidir tusa agus misi
go braṫ.
24. Mar sin dfolaiġ Dáiḃi é féin
ann sa macaire: agus a nuair ṫáinic an
ġealach núaḋ, do suiḋ an Ríg sios
diṫe bíḋ.
25. Agus do ṡuiġ an Ríg
iona ċaṫaóir mar gach uair oile, ġon
a ccaṫaóir laim ris an mballa: agus
do ṡuiġ Abner ar ġúalainn Shauil,
agus do ḃí áit Ḋháiḃi folam.
26. Giḋeaḋ nior laḃair Saul énfocal
an lá sin: óir do smuáin sé aige féin
gur imṫiġ ní éigin air, ní bfuil sé
glan; is deimin nać bfuil sé glan.
27. Agus tárla ar na márach,
noch do bé an dara lá don mí, go raiḃ
ait Ḋháiḃi folam: agus a duḃairt
Saul re na mac Ionatan, creud fá nać
dtáinic mac Iesse ċum bíḋ a né nó a
niuġ?
28. Agus do freagair Ionatan Saul,
diarr Dáiḃi ceud orumsa go práiḋineċ
dul go Bet-lehem.

29. Agus a dubhairt sé, guidhim thú, léig dam imtheacht: óir atá iodhbairt ag ar muintir annsa ċathraigh, agus do aithin mo dhearbhrathair dhíomsa [beith ann-sin;] agus anois má fuair mé fabhar ann do radharc, guidhim thú, léig dam imtheacht, go bhfaiciḋ mé mo dhearbhraithre; uime sin nach dtig sé ċum bhuird an Righ.

30. Ann sin do las fearg Shauil a naghaidh Ionatan, agus a dubhairt ris, thusa a mhic na mná claonta coguirthighe, nach bhfuil a fhios agamsa gur thog tú mac Iesse ċum do mhilleadh féin, agus ċum náire thárnochta do mhathar.

31. Oir an feaḋ mhairfeas mac Iesse ar talamh, ni daingneoċar thusa nó do rioghaċt: anois uime sin cuir fios air, agus tabhair ċugamsa é: óir go deimhin caithfiḋ sé bás dfulang.

32. Agus do fhreagair Ionatan Saul a athair, agus a dubhairt ris, cred an fáth as a muirfiḋ é? cred do rinne sé?

33. Agus do ċaith Saul bonsach ris dá bhualaḋ; as ar aithin Ionatan gur ċinnió a athair Dáibhi mharbhaḋ.

34. Mar sin déirigh Ionatan ón bhórd a bhfeirg dhearmhóir, agus níor ith sé biaḋ an dara lá don mhí: óir do bhí doilghios air fá Dháibhi, do ċionn go ndearna a athair ní náir air.

35. Agus tárla ar maidin go ndeachaiḋ Ionatan amach fan machaire a nam a nionaid coiṁne re Dáibhi, agus búaċaill beag maille ris.

36. Agus a dubhairt sé re na búaċaill, rith a nois fag dam na saighde noċ ċaithfeas mé: agus ag rith don bhúaċaill do ċaith sé saighead thairis.

37. Agus a nuair tháinic an búaċaill go háit na saighde, noċ do ċaith Ionatan, dfuagair Ionatan a ndiaigh an búaċalla, agus a dubhairt, nach bhfuil an tsoighead romhad?

38. Agus dfuagair Ionatan a ndiaigh an búaċalla, dean deithnios, lúathaigh, ná fan: agus do thóg búaċaill Ionatain na saighde, agus tháinic go nuige a mhaighistir.

39. Ach ní raibh fios éinneithe ag an mbúaċaill: acht Ionatan amháin, agus ag Dáibhi do bhí fios na cúise.

40. Agus thug Ionatan a airm dióbhraice dá bhúaċaill, agus a dubhairt ris, imthigh beir iad so don ċathraigh.

41. Agus ar ball ar nimthigh an bhúaċaill, déirigh Dáibhi ón ttaobh ó dheas, agus do thuit ar a aghaidh ċum na talmhan: agus do ċrom sé é féin trí huaire, agus do phógadar a ċéile, agus do ghuileadar le ċéile; nó gur sáruigh Dáibhi.

42. Agus a dubhairt Ionatan re Dáibhi, imthigh a siothċáin; do bhrigh go ttugamar araon ar mionna a nainm an Tighearna, ga rádh, bioḋ an Tighearna eadrumsa agus thusa, agus eidir mo ṡliocht sa agus do ṡlioċt sa go brath. Agus déirigh seision, agus dimthigh sé: agus do ċuaidh Ionatan don ċathraigh.

## CAIB. 21.


N sin tháinic Dáibhi go Nob go hAchimelech an sagart, agus do bhí eagla ar Achimelech ag teagmháil re Dáibhi, agus a dubhairt ris, cred fá bhfuil tú a taonar gan éanduine ad fochair?

2. Agus a dubhairt Dáibhi re hAchimelech an sagart, do aithin an Righ gnothuighe dhíom, agus a dubhairt sé riom, ná bioḋ fios éinneithe don nadhbhar fá bhfuilim dot ċur agus aithnighim dhíot ag éanduine: agus do ċuir mé mo sheirbhfoganthuighe don náit se, agus don náit úd oile.

* Caib. 8. 29. S. E. 47. 6.

3. Anois ar a nadhbhar cred sin atá agad? tabhair dhamsa cúig harain am láimh, nó gidh bé ní atá a lathair.

4. Agus do fhreagair an sagart Dáibhi, agus a dubhairt, ní bhfuil arán coitcheann

coitċeann ar biṫ fám láim, as atá *
arán coisrecta ann; má ċongmadar
na hógánaiġ iad féin ní sa luġa de
ó mnáib.

* Exod. 25. 30. Lebith. 24. 5. Math. 12. 4.

5. Agus do freagair Dáibi an sa-
gart, agus a dubhairt ris, go deimin
do congmad mná uáinne trí lá anois
ó ṫáinic mise amach, agus atáid soi-
ṫiġe na nógán glan, agus an ta-
rán fós coitċeann a mod, dá náomṫ-
uiġ a niuġ é annsa tsoiṫeach.

6. Ann sin tug an sagart arán
coisrecta dó; óir ní raib arán ar
biṫ ann, as an tarán taisbenta, noċ
do tógbad as fiadhnaise an Tiġearna,
do ċur aráin teiṫ annsa ló ar tóg-
bad as é.

7. Anois do bí duine áiriġ do
muinntir Shaul annsin an lá sin, ar na
ċongmáil a láṫair an Tiġearna, a-
gus a sé dob ainm dó Doeg, Edo-
miteach, ceann na náoduiġed do bí ag
Saul.

8. Agus a dubhairt Dáibi re Achi-
melech, agus naċ bfuil annso ar do
ċumas gaṫ nó cloidem? óir ní tug
misi mo ċloidem nó marm oile liom,
do ċionn nar bfuláir deiṫnios do ḋé-
nam le gnoṫuiġib an Riġ.

9. Agus a dubhairt an sagart,
cloidem Gholiah an Philistineach noċ
do marb tusa * a ngleann Elah, féuċ
atá sé annso casda a néadaċ taob
siar don Ephod: mad áill lesa
beir les é: óir ní bfuil aiṫearrach
annso. Agus a dubhairt Dáibi, ní bfuil
a leiṫeid eile ann, tabhair dam é.

10. Agus déiriġ Dáibi, agus do
teiṫ sé an lá sin ar eagla Shaul, agus
do ċuáid ċum Achis Riġ Gát.

11. Agus a dubhradar searbfo-
gantuiġe Achis ris, naċ é so Dáibi
Riġ na críċe? naċ dubhradar abrán
ó béul go béul dó, ga rád, do marb
* Saul a mílte, agus Dáibi a deiċ
mílte?

* Caib. 8. 7. & 29. 5. Ecclus. 47. 6.

12. Agus do taisgid Dáibi na
briaṫrasa iona ċroide, agus do bí sé
lán deagla Achis Riġ Gát.

13. Agus do áṫruiġ sé a bésa-
dá láṫairsion, agus do léig sé féin
beiṫ ar buile ann a lámaib, agus do
sgríobad ar doirsib an geata, agus
do léigead a seile tuitim a nuas ar
a ḟéasóig.

14. Ann sin a dubhairt Achis re na
searbfoġantaib, féċ do ċiṫi go bfuil an
tóglaċ ar buile: tuime sin créd fá
ttugabhair ċugamsa é?

15. An bfuil easbhuidh dáoine ar buile
orumsa, as a ttugabhair an fearso do
ḋénam mire dom láṫair? an ttiucfaid
an tóglaċ so a steach dom tiġse?

## CAIB. 22.

O imṫiġ Dáibi ar a nadbar-
sin as sin, agus do ċuáid
sé go húamaiġ Adullam:
agus a nuair do ċualadar a
deárbraiṫre agus muinntir tiġe a a-
ṫar uile sin, do ċuadar ċuige sios
ann sin.

2. Agus gaċ a raib a riaċtanas,
agus gaċ a raib a bfiaċaib, agus
gaċ áon dá raib a mbuaidreḋ, do
ċruinniġedar iad féin ċuige, go mbiad
sé na ċaiptín orra: agus do bí tim-
ċioll ceiṫre ċéd fear na foċair.

3. Agus do ċuáid Dáibi as sin
go Mispeh Mhóab, agus a dubhairt
sé re Riġ Mhóab, guiḋim ṫu, tigeaḋ
maṫair agus mo máṫair amaċ, agus bid-
is ad foċairsi, nó go raib a fios a-
gum créd ḋénas Dia ar mo son.

4. Agus tug sé a láṫair Riġ Mhóab
iad, agus do ċomnuiġedar na foċair,
an fad do bí Dáibi san núamaiġ.

5. Agus a dubhairt an fáiġ Gad re
Dáibi, ná fan annsa daingion úd, im-
ṫiġ as so, agus éiriġ go tír Iudah:
ann sin do imṫiġ Dáibi, agus do ċuáid
go forraois Haret.

6. A nuáir do ċuala Saul go raib
Dáibi ós áird, agus na dáoine do bí
na foċair: (anois do bí Saul na suiḋe

a Ngibeah fói ċrann a Rámah, agus
a ġaṫ iona laiṁ: agus do ḃádar a
ṡeirbḟoġantuiġe na sesam gaċa táob
de.)
7 Ann sin a dubhairt Saul re na muintir
do bí gaċa táob de, éistiġ anois a
Bhemamiteċa, an ttiubra mac Iesse
do gaċ aon aguibsi macaiġ agus
finemna? a ndéna sé dáoib uile caip-
tiniġ ar ṁiltib, agus caiptiniġ ar
ċéaduib?
8. As a ndérnabhair uile fell am
aġaiḋ si, naċ bfuil énduine asmeasg dam
go ndérna mo ṁac cengal re mac Ies-
se, agus naċ bfuil truáiġe ag én-
duine agaib dam, no ḟoillsiġios gur
ċorruiġ mo ṁac mo ṡeirbḟoġantuiġ
am aġaiḋ do beiṫ am oirċill mar
atá a niuġ.
9. Ann sin do ḟreagair Doeg an Te-
domiteċ (noch do bi ós ciond seirbfo-
ġantuiġeaḋ Shauil) agus a dubhairt, do
ċonnairc mé mac Iesse ag teaċt go Nob go
hAċimelech ṁac Ahitub.
10. Agus dfiafruiġ sé don Ti-
ġerna ar a ṡon, agus ṫug sé biaḋ
dó, agus ṫug sé cloiḋeṁ Gholiah
an Philistineċ dó.
11. Ann sin do ċuir an Riġ fios ar
Achimelech an Sagart, ṁac Ahitub,
agus ar muintir ṫiġe a aṫar uile,
na sagairt do bí a Nob: agus ṫanga-
dar uile ċum an Riġ.
12. Agus a dubhairt Saul, éisd
anois a ṁic Ahitub: agus do ḟreagair
seision, atáim annso a Thiġerna.
13. Agus a dubhairt Saul ris, cred
far ċionnsguin tusa fell am aġaiḋsi,
ṫú féin agus mac Iesse, do reir mar
ṫug tú arán dó agus cloiḋeṁ, agus
gur ḟiosruiġ tú do Dhia air a ṡon,
ionnus go néirgeoċaḋ sé am aġaiḋsi,
agus go mbiaṫ ag oirċill orum,
mar atá a niuġ?
14. Ann sin do ḟreagair Achimelech
an Riġ, agus a dubhairt, agus Cia
atá coiṁḟirinneach re Dáibi a measg
do ṡeirbḟoġantuiġeasa uile? noċ
is cliamuin don Riġ, agus ṡiubhluiġes
le do ráḋa, agus atá onórach ann
do ṫiġ?
15. Nar ṫionnsguin misi an lásin Dia
ḟiosruġaḋ air a ṡon? go maḋ fada
sin uáim: ná cuireaḋ an Riġ éinni a leiṫ
a ṡeirbḟoġantuiġ, nó a leiṫ ṫiġe maṫar
uile: óir ni raib fios éinneiṫe de so
uile ag do ṡeirbiseaċ go beag ná go
mór.
16. Agus a dubhairt an Riġ, do
ġeba tusa bás go deiṁin a Achimelech,
tú féin agus muintir ṫiġe haṫar
uile.
17. Agus a dubhairt an Riġ ris na
coisiġib do bí gaċa taoib de na sesam,
filliḋ, agus marḃuiḋ sagairt an Ti-
ġerna; do ċionn go bfuil a láṁsan
fós lé Dáibi, agus do ċionn go raib
a fios aca a nuair do ṫeiṫ sé, agus
nar ḟoillsiġeadar damsa é. Ach nior
báill lé muintir an Riġ a láṁ do ṡineaḋ
ar ṡagartaib an Tiġerna.
18. Agus a dubhairt an Riġ re
Doeg; fillse agus tiomáin ar na sa-
gartaib. Agus dfill Doeg an Te-
domiteċ, agus do ṫiomáin ar na sa-
gartaib, agus do ṁarb sé an lásin
cuigear agus ceiṫre fiċtiḋ fear air a
raib Ephod linéduiġ.
19. Agus do ḃúail sé Nob, caṫair
na sagart, le fáobar an ċloiḋiṁ
eidir fear agus ṁnáoi, leanaṁ agus
náoiḋeanán, agus eidir daṁuib agus
asaluib, agus ċaorċaib le fáobar
an ċloiḋiṁ:
20. Agus do ċuáiḋ áon do ċloinn
Achimelech ṁic Ahitub as, dar bainm
Abiatar, agus do ṫeiṫ a ndiáiġ
Dháibi.
21. Agus dinnis Abiatar do Dháibi
mar do ṁarb Saul sagairt an Ti-
ġerna.
22. Agus a dubhairt Dáibi re Abia-
tar, do bí a ḟios agum an lá-
sin, a nuair do bí Doeg an Tedomiteċ
annsin, gur deiṁin go ninneósaḋ sé do
Shaul: is misi as cionfaṫa re bás
dáoineaḋ ṫiġe haṫar uile.
23. Fansa am ḟoċairse, ná bioḋ eagla
ort: an té iarrus mo bása, ase iar-
rus do bássa: ach biáiḋ tú daingean
am ḟoċairsi.

## C A I B 23.



N sin dinnisiodar do Dháibi, ga ráḋ, féuch, atáid na Philistinig ag troid a naġaiḋ Cheilah, agus atáid ag slad na nurlár mbúailte.

2. Uime sin dfiafruiġ Dáibi don Tiġearna, ga ráḋ, an raċa mé, agus an mbúailfe mé na Philistinig? agus a dubhairt an Tiġearna re Dáibi, éiriġ, agus buail na Philistinig, agus tárrtuiġ Ceilah.

3. Agus a dubradar muintir Dháibi ris, féach atá eagla orrinn ansó an Iúdah: agus gá méid ós a ċionn sin má ṫeiġmid go Ceilah a naġaiḋ slóiġ na bhPhilistineaċ?

4. Ann sin dfiafruiġ Dáibi fós a ris don Tiġearna: agus do freagair an Tiġearna é, agus a dubhairt, eiriġ imṫiġ sios go Ceilah: óir do bhéara misi na Philistinig ad láim.

5. Mar sin do ċuáiḋ Dáibi agus a ṁuintir go Ceilah, agus do ṫroideadar ris na Philistinib, agus tugadar a náirneis leó, agus do búaileadar iad re hár mór: mar sin do sáor Dáibi áitreabaiġ Cheilah.

*Caib.22.20. 6. Agus tarla a nuair do * ṫeiṫ Abiatar mac Achimelech ċum Dáibi go Ceilah, go ttáinic sé sios maille re hephod iona láim.

7. Agus do hinnseaḋ do Shaul go ttáinic Dáibi go Ceilah, agus a dubhairt Saul, tug Dia am láimsi é; óir atá sé fa iaḋaḋ a stiġ ar ttecht a mbaile ar a bhfuilid geataḋe, agus barraḋe.

8. Agus do ġoir Saul an pobal uile a gceann a ċéile ċum cogaiḋ, do ḋul sios go Ceilah do ṡuiḋe a naġaiḋ Dháibi agus a ṁuintire.

9. Agus do bi a fios ag Dáibi gur oibriġ Saul ós ísiol urċóid ċuige; agus a dubhairt sé re Abiatar an sagart, tabair a leiṫ ansó an tephod.

10. Ann sin a dubhairt Dáibi, a Thiġearna Dia Israel, do ċuala do serbhiseaċ go deimhin go bfuil Saul ag iarraiḋ teacht go Ceilah do milleaḋ na caṫraċ ar mo sonsa.

11. An sgeódaid muintir Cheilah mé a láim Shaoil? an ttiocfa Saul a núas mar do ċuala do serbhiseach; O a Thiġearna Dia Israel, guiḋim ṫú, innis dot serbhoganntuiġ? agus a dubhairt an Tiġearna, tiucfaiḋ sé a nuas.

12. Agus a dubhairt Dáibhi ansin, an ttoirbheórraid muintir Cheilah misi agus mo ṁuintir a laim Shaoil? agus a dubhairt an Tiġearna, toirbheórraid.

13. Ann sin déiriġ Dáibhi agus a ṁuintir timċioll sé ċéad fear, agus dfágbhadar Ceilah, agus do ċuádar giḋ bé áit ar féudadar dul; agus do hinnseaḋ do Shaul gur imṫiġ Dáibi as Ceilah, agus do sguir sé dul ar a aġaiḋ.

14. Agus do rinne Dáibi comnuiġe san bhfásach a ndaingneaċaibh laidre, agus do fan sé ar sliabh a bhfásaċ Siph: agus do bhi Saul dá iarraiḋ gaċ laé, as ni tug Dia iona láim é.

15. Agus do ċonnairc Dáibi go ttáinic Saul amaċ dá iarraiḋ re a bhásuġadh; agus do bi Dáibhi a bhfásach Siph a gcoill.

16. Agus déiriġ Ionatan mac Saoil, agus do ċuáiḋ sé go Dáibi ansa ċoill, agus do neartuiġ a lámh a Ndia.

17. Agus a dubhairt sé ris, ná bioḋ eagla ort: óir ni bfuiġe lámh maṫarsa ṫú, agus biaiḋ tú do Riġ ar Israel; agus misi bus foigse ad dhiaiġ, agus atá a fios sin fós ag maṫair Saul.

18. Agus do rinneadar araon ceangal a laṫair an Tiġearna: agus

dfan

dfan Dáibi san choill, agus dimthigh Ionatan dá thigh féin.

19. Ann sin tangadar na Siphitigh súas go Saul go Gibeáh, gá rádh, nach bfuil Dáibi ag folach féin a náitibh daingne annsa choill a ccnoc Hachilah, noch atá don taóib ó dhes do Iesimon?

20. Anois ar a nadhbharsan, a Righ do réir mar is rothoil led inntinn teacht síos, tárr síos, agus budh í ar ccuidne é a sheachadadh a láimh an Righ.

21. Agus a dubhairt Saul, go madh beannuigh beitisi ón Tighearna: óir atá truáighe agaibh damhsa.

22. Imthighidh, guidhim sibh, ullmhuighidh fós, agus féchaidh a náit a ngnáthuigheann sé berth, agus cia chonnairc ann sin é: óir do hinnseadh damhsa go mbionn sé ro gheach.

23. Féchaidh ar a nadhbharsin, agus beiridh eolus ar na huile áitibh diamhra mar a bfoluigheann sé é féin, agus tigidh chugamsa a rís le deimhin, agus rachaidh mé libh: agus tiucfaidh a gcrich má bhionn sé annsa tir, go sʼpionfuidh mise amach é, ar feadh uile mhílteadh Iúdah.

24. Agus déirigheadarsan, agus do chúadar go Siph roimhe Shaul, acht do bhi Dáibi agus a mhuinntir a bfásach Maon, annsa réitech taóibh ó dhes do Iesimon.

25. Do chuáidh Saul fós, agus a mhuinntir dá iarraidh: agus dinnsiodar sin do Dháibi: uime sin do chuáidh sé síos a ccarraig, agus do chomhnuigh a bfásach Maon: agus a nuáir do chúalaidh Saul sin, do lean sé a ndiáigh Dháibi go fásach Maon.

26. Agus do chuáidh Saul air an ttáobhsa don tsliabh, agus Dáibi gus a mhuinntir ar an ttáobh eile don tsliabh: agus do rinne Dáibi deithfir re himtheacht ar eagla Shauil: óir tháinich Saul, agus a mhuinntir timcheall Dháibi agus a mhuinntire fa gcuáirt, dá ngabháil.

27. Acht tangadar teachta chum Sauil, dá rádh ris, deithfrigh ort, agus tárr: óir thangadar na Philistinigh do ghabháil na tíre.

28. Uime sin dfill Saul ó leanmhuin a ndiaigh Dháibi, agus do chuáidh a naghaidh na bhPhilistineach; uime sin do ghoireadar Selah-hammah-lecot don náit.

29. Agus do chuáidh Dáibi suas as sin, agus do chomhnuigh a náitibh daingne ann En-gedi!

CAIB. 24.

AGus tárla a nuáir do bhi Saul ar bfilleadh ó leanmhuin na bhPhilistineach, gur hinnseadh dó, dá rádh, féch atá Dáibi bfásach En-gedi.

2. Annsin rug Saul leis tri mhíle fear toghtha as Israel uile, agus dimthigh ar lorg Dháibi agus a mhuinntire, ar charrgaibh na ngabhar bfiáin.

3. Agus tháinic sé do na tighthibh cáorach láimh ris an tslighe, mar a raibh uáimh, agus do chuáidh Saul a steach dfolach a chos, agus do bhi Dáibi agus a mhuinntir a ttaobh na húama.

4. Agus a dubhradar muinntir Dháibi ris, féch an lá a dubhairt an Tighearna riot, féuch, do bhéara mé do námhaid ad láimh, ionnus go bféadfa tú a dhéanamh ris mar as áill leat féin: ann sin déirigh Dáibi. agus do ghearr sé sciorta róba Shauil gan fios dó.

5. Agus tárla na diáigh sin gur buáil coguís Dháibi é, do bhrigh gur ghearr sé sciorta Shauil.

6. Agus a dubhairt sé re na dáoinibh, nár léige Dia go ndéanainnsi an nise rem mhaighistir, ungthach an Tighearna, mo lámh do shíneadh amach na aghaidh, ó sé ungthach an Tighearna é.

7. Mar sin do choisc Dáibi a sheirbhfoghantuighidh leis na briathraibhsin, agus

agus níor léig dóibh éirghe a naghaidh
Shauil: agus déirigh Saul amach as a
núamhaigh, agus do ghluáis roimhe iona
shlighe.
8. Déirigh Dáibhi mar an gcédna
na dhiáighsin, agus do chuáidh amach
as a nuamhuigh, agus do ghoir a ndiáigh
Shauil, dá rádh; mo Thighearna an Righ. A-
gus a nuair dféuch Saul na dhiáigh, do
chrom Dáibhi maille re na aghaidh
faoi chum na talmhan, agus dumhluigh
sé é féin.
9. Agus a dubhairt Dáibhi re Saul,
créd fa gcreideann tú briathra dháoine
a deir, féuch atá Dáibhi ar tí hurch-
óide?
10. Féuch a niugh do chonncadar do
shúile féin mar thug an Tighearna a
niugh am láimhsi thú ansa nuaimhigh,
agus a dubhradar dáoine áirithe riom
do mharbhadh: acht do choigil [mo shúil]
thú, agus a dubhairt mé, ní chuirfe mé
mo lámh amach a naghaidh mo Thighear-
na: óir as é ungthach an Tighearna é.
11. Os a cionn sin, a athair féuch, féuch fós
sciorta do róba am láimh: óir as so
gur ghearr mé iachtar do róba, agus
nar mharbh mé thú féin, aithin, agus
féuch nach bhfuil olc nó urchóid am láimh,
agus nar chiontuigh mé ad aghaidhsi;
acht atá tusa ag fiadhach ar manumsa,
chum a ghabhála.
12. Go ndéna an Tighearna breith-
eamhnus eadrumsa agus tusa, agus go
ndioghla an Tighearna misi ort: acht ní
bhenfa mo lámhsa riot.
13. Mar a deir seanfhocal na
nársanta, thig an tolc ón drochdhuine,
acht ní bhenfa mo lámhsa riotsa.
14. Cia a ndiáigh a ttáinig Righ
Israel amach? cia a ndiaigh a bhfuil
tú ag loirgaireacht? a ndiáigh mhadruidh
mhairbh? a ndiáigh dheargnaite?
15. Ar a nadhbharsin biodh an Tigh-
earna na bhreitheamh, agus beireadh sé
breath eadrumsa agus tusa, agus go
ttagruidh mo chúis, agus go sáor-
uidh sé mé amach as do láimhse.
16. Agus tárla a nuair do chrío-
chnuigh Dáibhi labhairt na mbriathairsa re
Saul, go ndubhairt Saul, a né so do
ghuthsa, a mhic, a Dháibhi? agus do thóg
Saul a ghuth ós áird, agus do ghuil
sé.
17. Agus a dubhairt sé re Dáibhi,
is fíréanta thusa ná misi, óir do chúi-
tigh tusa misi le maith, a náit a nuilc
do rinne mé ort.
18. Agus do thaisbein tú a niugh
a fheabhus do fhrith orumsa thú; an tan go
ttug an Tighearna ad láimh mé, agus
nár mharbh tú mé.
19. Óir má beirionn duine ar a
námhuid, an léigfe sé slán uadh é?
uime sin go ttuga an Tighearna a luach
maitheasa dhuitse, ar son a ndéarna tú
orumsa a niugh.
20. Agus a nois féuch atá a fhios
agamsa go maith, go mbia tú ad Righ,
agus go ndaingneochthar rioghacht Is-
rael ad láimh.
21. Tabhair do mhionna damhsa, ar a
nadhbharsin anois fan Tighearna nach
gearrfa tú amach mo shliochtsa am dhiaigh,
agus nach scriosfuidh tú mainm as tigh
mathar.
22. Agus thug Dáibhi a mhionna do
Shaul, agus do chuáidh Saul dá thigh:
acht do chuáidh Dáibhi, agus a mhuintir
suas go daingean áirithe.

---

## Caib. 25.



Agus fuáir * Samuel bás, a-
gus do chruinnigheadar Israel
uile a gcionn a chéile, agus
do cháoineadar é, agus do
adhluiceadar é iona thigh féin a Ramah.
Agus déirigh Dáibhi, agus do chuáidh
sios go fásach Páran.
2. Agus do bhí duine a Maon ga
raibh a mhóin a gCarmel, agus do bhí
an duine ro mhór, agus do bhádar trí
mhile cáora aige, agus mile gabhar,
agus do bhí ag bearradh a cháorach a
gCarmel.
3. Anois do bé ainm an duine Ná-
bal,

* Caib. 28. 3.
Ecclus. 46. 13. 20.

bal, agus ainm a ṁná Abigail: agus bá ben deġṫuigsionaċ í, agus sgiamach a ngnúis: acht do bí an fer iargcúlta, agus go holc iona ġníomarṫaib, agus bá do ṫiġ Cháleb é.

4. Agus do ċúalaiḋ Dáibi annsa bfásach gur beárr Nábal a chaóirigh.

5. Agus do ċuir Dáibi deiċneḃar ógánaċ uáḋ, agus a dubhairt Dáibi ris na hógánaċaib, éirġiḋe súas go Carmel, agus imṫiġiḋ go Nábal, agus beannuiġiḋ dó am ainmsi:

6. Agus is marso a déarṫaói ris, maṫá sé slán; síoṫċáin mar aon duit féin, agus síoṫċáin dot ṫiġ, agus síoṫċáin da gach éinní ar leiṫ.

7. Agus anois do ċúala mé go bfuilid lucht beárrṫa caóraċ agad: anois ní dearnamairne doċar do na háoḋairiḃ, noċ do bí againn: agus ní mó do ċailledar éinní ar feḋ na haimsiresi do bádar a gCarmel.

8. Fiafruiġ dot ógánaċaib, agus inneosaid siad duit; ar a nadbar sin faġdaois na hógánaiġ fabar ad raḋarc: (óir ṫangamar a ló maiṫ) guiḋimṫú, tabhair giḋ bé ní ṫeagmas ad láim dod searbfoġantaiġib, 7 dod ṁac Dáibi.

9. Agus a nuair ṫangadar ógánaiġ Dháibi, do labradar ré Nábal do réir na mbriaṫarsin uile a nainm Dháibi, agus do ṫosadar.

10. Agus do ḟreagair Nábal searbisiġ Dháibi, agus a dubhairt, cia hé Dáibi féin, agus cia hé mac Iesse? bid mórán searbfoġantaiġ ar a naimsirsi brisios amaċ gaċ aonduine aca óna ṁaiġistir.

11. Ma seḋ an nglacfa misi marán, agus muisce, agus mfeóil do ṁarbh mé dom bheárṫóiribh, agus a ttabhairt do ḋaóinibh nach fes dam cá has dóibh?

12. Ann sin do filledar ógánaiġ Dháibi, agus do ċuádar ar a nais, agus ṫangandar, agus diñisiodar dó na briaṫrasin uile.

13. Agus a dubhairt Dáibi re na ṁuinntir, cuiriḋ gaċ aonduine agaiḃ a ċloiḋeṁ ṫáir. Agus do ċuir gaċ aon aca a ċloiḋeṁ ṫáir, agus do ċuir Dáibi mar an gcéadna a ċloiḋeṁ ṫáir: agus do ċuaiḋ súas a ndiaiġ Dháibi timcioll ceiṫre ċéad fer, agus dfan dá ċéad fer ag an stór.

14. Agus diñis duine do na hógánaċaib do Abigail ben Nábal ga ráḋ, féch do ċuir Dáibhi teaċta as an bhfásach do bheannuġaḋ dar maiġistir, agus do bhuail sé ag glámaireacht orra.

15 Acht do bhádar na daoine go ro ṁaiṫ rinne, agus ní dearnadar doċar dúinn, agus ní mó do ċailleamar éinní, an fad do bámar na ccomlúadar, a nuair do bámar a muiġ ar na maċairiġibh.

16. Do bádar na nbaidéin againn do ló agus doiḋċe ar feḋ na haimsire do bámar na bfoċair ag cumdaċ na ccaóraċ.

17. Anois ar a nadbar sin, bíoḋ a fios agad, agus meas creḋ dénas tú: óir do cinneḋ olc a naġaiḋ ar maiġistir, agus a naġaiḋ a ṫiġe uile: óir sé a leiṫeid sin do ṁac do Bhélial é, nach bféadann duine labhairt ris.

18. Ann sin do rinne Abigail deiṫnios, agus do ġlac dá ċéad bairġin, agus dá buidéal fíona, agus cúig cáoriġ réiġ deasuiġṫe, 7 cúig miosúir do ġrán dóiṫe, agus ceád triopall do risínib, agus dá ċéad bairġin fígeaḋ, agus do ċuir ar assalaib iad.

19. Agus a dubhairt sí re na searbhfoġantaċaib, gluáisiḋ romam, féch biaḋ misi bur ndiaiġ; acht níor innis sí sin dá fer Nábal.

20. Agus is amlaiḋ bí, mar do bí sí ag marcuiġeacht ar a hassal, agus í ag dul sios ar sgáṫ ċnoic, agus féch do bí Dáibi agus a ṁuinntir ag teacht na coinne a nuas, agus tárla riú í.

21. (Anois arsa Dáibi, go deiṁin is díoṁáoin dam a ndearna mé do ċumdach ar a raiḃ ag an bfer so

ann

an sa ḃfásach, ar ċor naċ deċaiḋ éinni a muġa don uile ni dar ġab leis: agus do ċuitig sé mo ṁaiṫ le holc.

22. Go ndéarna Dia sin agus tuilleaḋ re naimde Ḋháibi, má ḟágbuim-si don uile ni ġabus leis roime solus na maidne, aon do ṁúnfaḋ a naġaiḋ an balla.)

23. Agus a nuair do ċonnairc Abigail Dáibi, do luaṫuiġ si uirre, agus do ṫuirling si don asal, agus do ṫuit ar a haġaiḋ a bḟiaḋnuise Ḋháibi, agus do ċláon i féin go talum.

24. Agus do ṫuit si fana ċosaiḃ, agus a dubairt, orumsa a ṫigherna, orumsa bioḋ a nésgcóirsi, agus léig dot banóglaiċ, guiḋim ṫú, labairt ad éisteaċt, agus éist briaṫra na banóglaiċ.

25. Guiḋim ṫú, ná tugaḋ mo ṫiġerna toraḋ ar an té so do ṁuintir Ḃhélial, eadhon Nábal: óir mar atá a ainm, is marsin atá féin; Nábal is ainm ḋó, agus leime atá aige: ar misi do banóglach ni ḟaca mé ógánaiġ mo ṫiġerna noch do ċuir tú uait.

26. Anois ar a naḋbharsin, a ṫiġerna, mar ṁaires an Tiġerna, agus mar atá hanum beó, ó buḋ toil leis an Tiġerna tusa do ċosḋaḋ gan teaċt do ḋórtaḋ fola, agus tú féin do ċongṁáil ó dioġaltas do ḋéanam le do láiṁ féin: anois bidis do naiṁdese agus an méid iarrus olc dom ṫiġerna, mar Nábal.

27. Agus a nois tugtar an bronntanus so, noċ ṫug do banóglaċ ċum mo ṫiġerna, do na hógánaċaiḃ leanus mo ṫiġerna.

28. Guiḋim tú, maiṫ cionta do banóglaiċ: óir do ḋéana an Tiġerna go deimin tiġ daingean dom ṫiġerna; do ċionn go ttroidionn mo ṫiġerna caṫa an Tiġerna, agus naċ ḟuiṫ olc ionnaḋ ar feaḋ do ṡaoġail.

29. Giḋeaḋ ḋéirġe duine dot inġreim, agus diarruiḋ do ḃáis: ar biáiḋ anum mo ṫiġerna ceangailte a gceanglaċán na beaṫa a bḟoċair do Ṫiġerna Dia; agus anmanna do naṁaḋ a siaḋ ṫeilgfios sé amaċ, amhail do ṫeilgfeaḋ as crann ṫábhaill.

30. Agus tiucfa a gcriċ a nuair do ḋéana an Tiġerna dom ṫiġerna do réir gaċ uile ṁaiṫesa dar labhair sé dot ṫaobhsa, agus óirdeoċus sé tú ad uaċdarán ós cionn Israel;

31. Naċ biáiḋ so na ḋoilgios duitsi, nó na ċoir meanman dom ṫiġerna, gur ḋóirt tú fuil gan aḋbhar, nó gur dioġail mo ṫiġerna é féin: ar a nuair do ġeabhtar an Tiġerna go maiṫ ar mo ṫiġerna, ann sin cuiṁniġ do banóglach:

32. Agus a dubairt Dáibi re Abigail, go maḋ beannuiġ an Tiġerna Dia Israel, noċ do ċuir tusa a niuġ am ċoinne:

33. Agus go maḋ beannuiġ do ċomhairle, agus go maḋ beannuiġ tú féin, noċ do ṫoirmisg misi a niuġ um ṫeaċt do ḋórtaḋ fola, agus ó mé féin do dioġailt lem láiṁ féin.

34. Óir go deiṁin mar ṁaireas an Tiġerna Dia Israel, noċ do ċoimeud misi ó ṫusa ġortuġaḋ, muna ndéarnṫá deiṫnios, agus teaċt am ċoinne, go deimin ni ḟuiġfiḋe ag Nábal suil ṫuiteaḋ soillse na maidne, aon do ṁúnfaḋ a naġaiḋ an balla.

35. Mar sin do ġlac Dáibi as a láiṁ gaċ ni dá ttug si ċuige, agus a dubairt sé ria, imṫiġ suas a sioṫċáin ċum do ṫiġe, féuch do éist misi red ġlór, agus do ġlac mé go maiṫ do ġnúis.

36. Agus ṫáinig Abigail go Nábal, agus féuch do ċoimeud sé féusta iona ṫiġ amhail féusta Riġ; agus do ḃi croiḋe Nábal súgach ann, óir do ḃi sé ar meisge go mór: uime sin nior ínnis sisi ḋó a beag nó a ṁór nó go ttáinic maidin ar na ṁárach.

37. Ach tárla ar maidin a nuair do imṫiġ an fion as Nábal, agus ar innis a bean na neiṫesi ḋó, go bḟuair a

chroidhe bás ann a stigh, agus go raibh
marbh mar chloich.

38. Agus tárla táobh a stigh do
dheich lá na dhiáigh sin gur bhuáil an
Tighearna Nábal, agus go bhfuáir sé
bás.

39. Agus a nuáir do chuálaidh Dáibhi
gur éug Nábal, a dubhairt sé, go madh
beannuighthe an Tighearna, noch do thagair cúis
mo sganla ar láimh Nábal, agus do
choimhéid a sheirbhíseach ó olc do dhéa-
namh: óir dfill an Tighearna urchóid
Nábal ar a cheann féin. Agus do chuir
Dáibhi teachta úadh, agus do chomhráidh
sé re Habigail dá gabháil chuige na
mnáoi.

40. Agus a nuair tangadar seir-
bhíseacha Dháibhi go Habigail go
Carmel, do labhradar ria dá rádh,
do chuir Dáibhi sinne chugad dot
fhagháil dó mar mhnáoi.

41. Agus déirigh sisi, agus do
chrom síos do thalamh ar a haghaidh,
agus a dubhairt; féuch bíodh do bhanóg-
lach na seirbhíseach do nighe chos seir-
bhíseach mo Thighearna.

42. Agus do bhrostuigh Abigail si-
re, agus déirigh, agus do chuáidh ar
asal, agus cúigear ógban na dhiáigh,
agus do lean si teachta Dháibhi, agus do
bhi na mnáoi aige.

43. Thug Dáibhi mar an gcédna
* Jos. 15. 56. Ahinoam * ó Iezreel, agus do bhá-
dar aráon na mnáibh aige.

* 2 Sam. 3. 14. 15. 44. Ach tug Saul * Michal a in-
gean, bean Dháibhi, do Phalti mac Lais,
noch do bhi do Ghallim.

---

CAIB. 26.



Gus tangadar na Siphitigh
go Saul, go Gibeah, gá
* Caib. 23. 19. rádh, nach bhfuil * Dáibhi dhá
fholiughadh féin a ccnoc
Hachilah, noch atá ar
choimhe Iesimon?

2. Annsin déirigh Saul, agus do
chuáidh síos go fásach Siph, ar mbreith
thrí míle fear togtha Israel leis
diarraidh Dháibhi a bhfásach Siph.

3. Agus do champuigh Saul a ccnoc
Hachilah, noch atá ar choimhe Ies-
imon, láimh ris an tslighe: ar do chom-
nuigh Dáibhi annsa bhfásach, agus do chon-
airc sé go ttáinic Saul na dhiáigh san
bhfásach.

4. Do chuir Dáibhi ar a nadhbharsin
lucht brátha amach, agus do thuig go
ttáinic Saul ar gach chnoc.

5. Agus déirigh Dáibhi, agus tái-
nic gus a náit ar luigh Saul
a champa; agus do chonnairc Dáibhi a náit
ar luigh Saul, agus * Abner mac Ner,
captin a slóigh: agus do luidh Saul * Caib. 14. 50. & 17. 55.
annsa trinse, agus an slúagh a ccam-
pa ag gach taobh de.

6. Ann sin do fhreagair Dáibhi, agus
a dubhairt sé re Hachimelech an Hiti-
teach, agus re Habisai mac Seruiah,
dearbhrathair Ioab, dá rádh, cia rachus
liom síos don champa go Saul? agus
a dubhairt Abisai, racha misi leat sí-
os.

7. Mar sin táinic Dáibhi agus A-
bisai chum an tsloigh san noidhche, a-
gus féuch do bhi Saul na chodladh a stigh
san treinse, agus a ghath na sheasadh
san talamh agá adhairt: agus do bhi Ab-
ner agus an slúagh na luidhe ar gach
taobh de.

8. Ann sin a dubhairt Abisai re
Dáibhi, tug Dia do námhaid a nuigh ad
láimh: anois ar nadhbharsin guidhim thú,
leig dhamsa a bhualadh leis an ngath go
nuige an ttalamh dénsheachaidh, agus
ni bhuailfiodh an dara huair é.

9. Agus a dubhairt Dáibhi re Abi-
sai, ná marbh é: óir cia fhédus a
lámh do shíneadh amach a naghaidh ungtha
an Tighearna, agus beith neimhchion-
tach?

10. Os a cionn sin a dubhairt Dáibhi,
mar mhairios an Tighearna, buailfidh an
Tighearna é, nó tiucfa a lá a bhfuighe sé
bás, nó rachaidh sé síos a gcath, agus
tuitfe sé.

11. Nár

11. Nár leigiḋ an Tiġearna go sínfinnsi amaċ mo láṁ a naġaiḋ ungṫaiġ an Tiġearna: aċ guiḋim tusa anois glac an gaṫ atá agá ċeannaḃaiḋ, agus an crúsgín uisge, agus biom ag imṫeaċt.

12. Mar sin do ṫóg Dáibi an crúsgín uisge ó ċeannaḃaiḋ Shaoil, agus do imṫiġeadar rompa, agus ni raiḃ duine ann do ċonnairc sin, nó agá raiḃ a ḟios, nó do ṁúsgail: óir do ḃádar uile na gcodlaḋ, do ċionn gur ṫuit suan trom ón Tiġearna orra.

13. Ann sin do ċuaiḋ Dáibi don ṫaoiḃ oile anonn, agus do sheas a mullaċ cnoic a bḟad uáṫa, agus spás mór eatorra:

14. Ann sin do ġoir Dáibi air a tsluaġ, agus air Abner mac Ner, ag ráḋ, naċ bḟreagran tú, a Abner? ann sin do ḟreagair Abner, agus a duḃairt, cia tusa ḃéiceas air a Ríġ?

15. Agus a duḃairt Dáibi re Habner, naċ bḟuil tusa ad ġaisgiḋeaċ beóḋa, agus cia as cosṁuil riot ann Israel? uime sin créd fa nar ċoimeád tú do Thiġearna an Ríġ; óir ṫáinic duine don tsluaġ a sdeaċ do ṁarḃaḋ an Ríġ do Thiġearna.

16. Ni maiṫ an níso do rinne tú: mar ṁaireas an Tiġearna, do ṫuilleaḃair bur mbásuġaḋ, do bríġ nár ċoiméadabair bur maiġistir, ungṫaċ an Tiġearna: agus anois féuch cáit a bḟuil gaṫ an Ríġ, agus an crúsgín uisge do ḃí agá ċeannaḃaiḋ?

17. Agus do aiṫin Saul guṫ Dháibi, agus a duḃairt, an é so do ġuṫ sa, a mic, a Dháibi? agus a duḃairt Dáibi, sé so mo ġuṫ sa, a ṫiġearna a Ríġ.

18. Agus a duḃairt sé, créd é an ḟáṫ as a bḟuil mo ṫiġearna mar so ag foilleanmuin a sheirbhíseaċ? óir créd do rinne mé, nó créd an tolc atá am láiṁ?

19. Anois air a naḋbarsin guiḋim tú, éisdeaḋ mo ṫiġearna an Ríġ briaṫra a sheirbhíseaċ, mas é an Tiġearna do ḃrostuiġ súas am aġaiḋsi tú, glacaḋ sé oifrail uirre; as mas iad clann na ndaoine, go maḋ mallaiġṫe iad a laṫair an Tiġearna: óir do ḋibreadar misi amaċ a niuġ ó ḟanmuin a noiġreaċt an Tiġearna, ag ráḋ, éiriġ, aḋair deé oile.

20. Anois uime sin ná doirteaḋ mfuil fá ṫalaṁ a bḟiaḋnuise an Tiġearna: óir ṫáinic Ríġ Israel amach d'iarraiḋ dearnaide, mar do ní duine fiaḋaċ ar ṗairtrisg ansna sléiḃtiḃ.

21. Ann sin a duḃairt Saul, do ṗeacaiḋ mé, fill a mic a Dháibi: óir ni ḋéana sa doċar duit ni bus mó, do ċionn go raiḃ manum mórluaiġ ad raḋarc a niuġ: féch do rinne mé amaḋánas agus do ċuaiḋ mé ar seaċrán go hiomarcach.

22. Agus do ḟreagair Dáibi, agus a duḃairt, féch gaṫ an Ríġ, tigeaḋ duine do na hógánaċaiḃ anall, agus beireaḋ leis é.

23. Go gcúitiġiḋ an Tiġearna re gach duine a ḟírentaċt, agus a ionnracas: óir ṫug an Tiġearna tusa am láimsi a niuġ, ach níor báill liom mo láṁ do síneaḋ amaċ a naġaiḋ ungṫaiḋ an Tiġearna.

24. Agus féuch, mar do ḃí hanum ro uasal am raḋarcsa a niuġ, gur marsin bias manumsa mórluaiġ a súiliḃ an Tiġearna, agus go saorfaiḋ sé mé ó uile ṫrioblóid.

25. Ann sin a duḃairt Saul re Dáibi, go maḋ beannuiġṫe bias tusa a mic, a Dháibi, do ḋéana tú neiṫe móra, agus fós béarfaiḋ tú buaiḋ a gcomnuiġe; mar sin dimṫiġ Dáibi roime, agus d'fill Saul dá áit féin.

## Cab. 27.


Agus a dubhairt Dáibi iona
ċroidhe, millfidhear mé anois lá
éigin le láimh Shauil: ni bhfuil
ni bus fearr dam ná imtheaċt
go luath go críċe na bhFili-
stineaċ, agus raċaidh Saul a ndóċ-
ċus dom táobh gan miarraidh ó sin
amach a ninċórta Disrael: agus
mar sin imeóċa mé as a láimhsibh.
2. Agus déirigh Dáibi, agus do
ċuáidh sé tarrus ar aon leis na sé ċéd
do bhí na foċair, go Hachis mac Maa-
och, Righ Gáth.
3. Agus do rinne Dáibi comhnuighe a
bhfoċair Achis a Ngáth, é féin agus a
dhaóine, gaċ aon gun a teaġlaċ, eadhon
Dáibi, agus a dhias ban, Ahinoam an
Tiesreelitheach, agus Abigail an Car-
melitheach bean Nábal.
4. Agus do hinnseadh do Shaul gur
theiċ Dáibi go Gáth, agus nior ġluáis
sé níos mó dá lorgaireaċt.
5. Agus a dubhairt Dáibi re Achis,
má fuáir mé anois grása ad radharc,
tugaidís áit dam a mbaile éigin anṡa
tir le ndéanna mé comhnuighe ann: óir créd
fá ccoimneoċadh do searbhfoġantuigh
anṡa caṫair Rioġa ad foċair?
6. Ann sin tug Achis Siclag dó
an lá sin: uime sin atá Siclag ag
Rioġaibh Iudah gus a niugh.
7. Agus do bhé fad na haimsire
do comhnuigh Dáibi a gcriċ na bhfilis-
tineaċ, bliadhain iomlán agus ceithre
mí.
8. Agus do ċuáidh Dáibi agus
a muinntir suas, agus do tiomáineadar
ar na Gesuritibh agus na Gerzitibh
agus na Hamalecitibh: óir dob iad
sin san tsean aimsir áitreabhaigh na tíre
mar théid tú go Súr, ar fad go criċh
na Hégipte.
9. Agus do bhuáil Dáibi an tír,
agus níor fág fear ná bean beo inte, a-
gus tug leis na cáoiriġ, agus na
daimh, agus na hasail, agus na cám-
huill, agus na héadaige, agus dfill, a-
gus táinic sé go Hachis.
10. Agus a dubhairt Achis, cáit
a ndearna tú do tuarus a niugh? A-
gus a dubhairt Dáibi, a naghaidh an taóibh
ó dheas do Iudah, agus a naghaidh an
taóibh ó dheas do na Ierahmeelitheaċaibh,
agus a naghaidh an taóibh ó dheas do na
Cenitheaċaibh.
11. Agus níor léig Dáibi fear nó
bean beo as diobh do bhreith sgéula go
Gáth, gá rádh, deagla go ninneosaidís
orrainn, gá rádh, is mar sin do rinne
Dáibi, agus is mar sin biás a ghnáith-
bhéas ar fad na haimsire coimneoċus
sé a gcriċ na bhfilistineach.
12. Agus do ċreid Achis Dáibi,
gá rádh, tug sé ar a muinntir féin
Israel fuath tríd amaċ do beith aca-
san: uime sin biáidh sé na searbhfoġan-
tuigh agumsa go bráth.

## Cab. 28.


Agus tárla an sna láethibh
sin gur ċruinniġ na Philis-
tinigh a slóighte a gcionn a
ċéile cum cogaidh, agus
do throid re Hisrael: agus a du-
bhairt Achis re Dáibi, biodh a fios a-
gad go deimhin go raċa tú amaċ li-
omsa cum caṫa, tú féin agus do
muinntir.
2. Agus a dubhairt Dáibi re A-
chis, go deimhin biáidh a fios agadsa
créd fheudas do searbhfoġantaċ do dhéanamh;
agus a dubhairt Achis re Dáibi, uime
sin do dhéanna mé coimhdeaghaidhe mo ċinn
diot go bráth.
3. Anois déug * Samuel, agus * Caib. 25. 1.
do ċaóineadar Israel uile é, agus
do

do adlaiceadar é a Rámah, eadhon
iona ċaṫraiġ féin, agus do ċuir Saul
ar siubal an drong agá mbídís leannáin
sít, agus luṡ na bpiseóg as an ttír
amaċ.
4. Agus do ċruinniġeadar na Phi-
listinigh iad féin a néinnáit, agus tan-
gadar, agus do ṡuiġeadar a Sunem:
agus do ċruinniġ Saul Israel uile,
agus do rinneadar foslungphort a
nGilboa.
5. Agus a nuáir do ċonnairc Saul
sluág na bhPhilistineaċ, do bí eagla
air, agus do ċriotnaiġ a ċroiḋe go
mór.
6. Agus a nuair do ḟiafraiġ Saul
sgéula don Tiġearna, níor ḟreagair an
Tiġearna é a mbrionglóidiḃ, nó le
Urim, nó le fáiġiḃ.
7. Ann sin a dubairt Saul re na
muintir, fagaiḋ ḋam bean agá bfuil
leannán síṫe, go ndeaċadh mé na ceann
dfagáil comairle uaiṫe. Agus a du-
bairt a ṡearbfoġantuiġe ris, féuċ atá
bean agá bfuil leannán síṫe an Endor.
8. Agus do ċuir Saul é féin a
naimrioċt, agus do ċuir culaiḋ oile
air, agus dimṫiġ, agus dias fear leis,
agus tangadar ċum na mná an sa
noiḋċe; agus a dubairt sé ria, guiḋ-
im tú, déna fáistine ḋamsa leis an
leannán síṫe, agus tóg ḋam suás an
té ainmneoċus mé ḋuit.
9. Agus a dubairt an bean ris, féuċ
is aiṫne ḋuit cred do rinne Saul, mar
do sgrios sé an luċt agá rabadar
leannáin síṫe, agus na draoiṫe, amaċ
as an gcríċ: uime sin cred fá bfuil
tusa ag cur lín ar manumsa, agus
do ċur dfiaċaiḃ orum bás do ṫuil-
liom?
10. Agus do ṁionnuiġ Saul dhi
tré an Tiġearna, ag ráḋh, mar
ṁairios an Tiġearna, ní ṫeigeomhuiḋ pio-
nús ar biṫ ḋuit ar son na cúise.
11. Ann sin a dubairt an bean ris,
cia ġoirfeas mé ċugad? agus a du-
bairt seision, goir ċugam Samuel.
12. Agus a nuair do ċonnairc an bean
Samuel, do ġoir sí na comairc go hárd,

agus a dubairt an bean re Saul, cred
fá ar meall tú mé, óir is tú Saul?
13. Agus a dubairt an Rí ria,
ná bíoḋ eagla ort, óir cred do ċonnairc
tú? agus a dubairt an bean re Saul,
do ċonnairc mé dée ag éirġe a níos as
an ttalam: agus a dubairt seision
ria, cred is foirm dó? agus a du-
bairt sisi, atá seanduine ag teaċt a níos,
agus falluing uime. Agus do
aiṫin Saul gur bé Samuel é, agus do
ċrom sé le na aġaiḋ ċum na talman,
agus do ċlaon é féin.
15. Agus a dubairt Samuel re
Saul, cred fá ar buáiḋir tú mé dom
ġairm a níos? agus do ḟreagair Saul,
agus a dubairt sé, atáim ro buáiḋh-
earṫa: óir atáid na Philistinigh ag
déanam cogaiḋ am aġaidh, agus do
ḋealaiġ Dia riom, agus ní ḟreagrann
sé mé níos mó lé fáiġiḃ, nó le fisiḃ:
uime sin do ġoir mé ortsa, go ninneos-
tá ḋam cred déanas mé.
16. Ann sin a dubairt Samuel, cred
fá bfiafruiġeann tú díomsa, ó ḋealaiġ
an Tiġearna riot, agus go bfuil sé
na námhaid agad?
17. Agus do rinne an Tiġearna dó
féin, * mar do labair sé tríomsa: *Caib. 15. 28
óir do ḟuadaiġ an Tiġearna an ríoġaċt 19. 4.
as do láim, agus tug sé dot com-
arsain, do Dháibiḋ.
18. Do ḃríġ nar umlaiġ tusa do
ġuṫ an Tiġearna, agus naċ ar dío-
ġail tú a ḟearg díbfeirgeach ar Ama-
lec, uime sin do rinne an Tiġearna an ní-
si riotsa a niuġ.
19. Os a ċionn sin do béara an
Tiġearna Israel maille leatsa a láim-
aiḃ na bhPhilistineach.
20. Ann sin do ṫuit Saul ar ball
sínte ar fad na talman, agus do
ġab eagla ro mór é, do bríġ bria-
ṫra Shamuel, agus ní raiḃ neart ar
biṫ ann: óir níor iṫ sé arán ar feaḋ an
laói, nó ar feaḋ na hoiḋċe.
21. Agus táinic an bean ċum Saul,
agus do ċonnairc go raiḃ sé lán do
buáiḋreaḋ, agus a dubairt sí ris ...
do umlaiġ do banóglach ...

agus do ċuir mé manum am láim, agus ḋeisd mé red ḃriaṫraib, noċ do laḃair tú rióm.

22. Anois ar a naḋbharsin, guiḋim tú, éisdsi mar an gcéadna ré glór do ḃanóglaiċ, agus léig ḋamsa greim arán do ċur ad ḟiaḋnuisi, agus iṫ é, ċor go mbia neart ionnad a nuair ḃias tú ag imṫeaċt ann do sliġe.

23. Acht do ḋiúlt seision, agus a duḃairt, ní íosad: as do ṡárruiġeadar a ṡearḃḟoġantuiġe maille ris an mnáoi é, ionnus gur aontuiġ sé dá nglór: annsin ḋeiriġ sé don talum, agus do ṡuiġ sé ar a leabuiḋ.

24. Agus do ḃi laoġ ramhar ag an mnáoi san tiġ, agus do ḋeiṫfriġ si, agus do marḃ si é, agus do ġlac plúr agus ḃfuin, agus do riṅe arán slemhuin de.

25. Agus tug si lé, agus do ċuir a ḃfiaḋnuisi Shaúil é, agus a ḃfiaḋnuisi a muintire, agus duádar biaḋ: ann sin ḋeiriġeadar suas, 7 dimṫiġeadar rompa a noiḋċe sin.

## CAIB. 29.

ANois do ċruinniġeadar na Philistinig a sluaġ uile a gcionn a ċéile, go Haphec: agus do ḃi Israel a ccampa láim re tobar atá ann Iezreel.

2. Agus do ġluáisiodar tiġearnuiḋe na ḃPhilistineaċ le na gcéaduiḃ, agus lé na miltiḃ; aċh do ġluáis Dáibi agus a muintir ann a ndeireaḋ a ḃfoċair Achis.

3. Ann sin a duḃradar prionnsuiḋe na ḃPhilistineach, creud do níd na Heabhruiġe si ann so? agus a duḃairt Achis re prionnsaiḋiḃ na ḃPhilistineach, nach é so Dáibi, searḃḟoġantuiḋe Shaúil Ríġ Israel, noċ atá am ḟoċair si na laeṫesi, nó na bliaḋnasa, agus ni ḃfuair mé los ar biṫ ann ó ṫáinic sé ċugam gus a niuġ?

4. Agus do ḃádar prionnsuiḋe na ḃPhilistineach feargaċ ris, agus a duḃradar prionnsuiḋe na ḃPhilistineaċ ris, * taḃair air an ḃfear so filleaḋ go ndeaċaiḋ sé don áit do orduiġ tu dó, * 1 Cróin. 12. 19.
agus ná heiriġeaḋ sé síos linne ċum cata, deagla go mbiaḋ sé ar nagaiḋ sanċat: óir creud an ni lé ttuilleaḋ sé sit a maiġistir; nach lé cennuiḃ na ndáoine so?

5. Nach é so an Dáibi dár ċanadar an taḃrán ó ḃéul go béul annsa ḋamsa, dá ráḋ, do marḃ * Saul a * Caib. 18. 7. & 21. 11.
mílte, agus Dáibi a ḋeiċ mílte?

6. Ann sin do ġoir Achis Dáibi ċuige, agus a duḃairt ris, go deaḃṫa mar ṁairios an Tiġearna, do ḃi tú direaċ, agus is maiṫ ann mo raḋarcsa do ḋul amach agus do ṫeaċt a sdeaċh, am ḟoċair ann sa tsluáġ: óir ni ḃfuair mé olc ionnad, ón ló ḟá ttáinic tú ċugam gus a niuġ; giḋeaḋ ni ḃfuil fabar ag na tiġearnuiḃ ort.

7. Ar a naḋbharsin fill anois, agus imṫiġ a síoṫċáin, ċor naċ ttuillfiḋ tú míċeadfaḋ tiġearnaḋ na ḃPhilistineach:

8. Agus a duḃairt Dáibi re Achis, as creud do riṅe mé, agus creud fuair tú ann do searḃḟoġantuiġ an fad atáim agad gus an ló a niuġ, as naċ ḃféadfuinn dul do ṫroid re naimde mo ṫhiġearna an Ríġ?

9. Agus do freaġair Achis, agus a duḃairt re Dáibi, atá a fios agamsa go ḃfuil tú go maiṫ am raḋarc, amhuil aingeal Dé: giḋeaḋ a duḃradar prionnsuiḋe na ḃPhilistineaċ, ni raċaiḋ sé linne suas ċum an ċata.

10. Ar a naḋbharsin anois eiriġ suas go moċ ar maidin maille re searḃḟoġantaiḃ do maiġistir táinic leat, agus comluaṫ agus ḃeiṫi suas go moċ ar maidin, agus ḃias solus aguiḃ, imṫiġiḋ.

11. Mar

27. Mar sin deiṁnig Dáibi, agus a ṁuinntir go moċ ar maidin, dfillead go crić na bhPhilistinech, agus do ċúadar na Philistinigh súas go Iesreel.

---

## CAIB. 30.

Agus tárla a nuáir do bi Dáibi, agus a ṁuinntir ar tteaċt go Siclag ar an treas lá, gur ionnsuighedar na hAmalecitigh an táob ó des, agus Siclag, agus do ḃuaileadar Siclag, agus do loisceadar í le teinid.

2. Agus do ġabadar na mná a mbraiġdenus, noċ do bi ann sin; níor ṁarbadar énduine beag nó mór, aċt a mbreiṫ léo, agus imṫeaċt rompa.

3. Annsin ṫáinic Dáibi, agus a ṁuinntir don ċaṫraigh, agus féuċ do bi sí loisge ó ṫeinid, agus a mná, agus a mic, agus a ningena ar na mbreiṫ a mbraigdenus.

4. Ann sin do ṫóg Dáibi, agus an ṁuinntir do bi na ḃfoċair a nguṫ, agus do ġoileadar nó go rabadar curṫa do ġul.

5. Agus do gabad dias ban Dáibi a mbraiġdionus Ahinoam an Tiesreelitech, agus Abigail bean Nábal an Carmelitech.

6. Agus do bi Dáibi lán do ḋóbrón: óir do luáiḋeadar na daoine gabáil do ċloċaib air, do bríġ go raib inntinn na ndaóine uile doilġiosach, gaċ énduine ar son a ṁac, agus ar son a ingen: ach do ġab Dáibi meisneach ċuige féin ann a Thiġearna Dia.

7. Agus a dubairt Dáibi re Abiatar an sagart, mac Achimeleċ, guidim ṫú tabair ċugam annso an tephod: agus ṫug Abiatar an tephod annsin ċum Dáibi.

8. Agus dfiafruigh Dáibhi don Tiġearna, gá rád, a nlenfa mé tóraigheaċt ar a tslúaiġ so? an mbéarfa mé orra? agus do ḟreagair seision é, lean iad: óir béarfa tú go deimhin orra, agus gan ċunntabairt beanfa tú an tiomlán díob.

9. Ann sin dimṫiġ Dáibi, agus na sé ċéud fear do bi na ḟoċair, agus ṫáinic sé ċum na habann Besor, mar ar ḟanadar an ṁéid do fágbad na ndiáiġ.

10. Ach do lean Dáibi iad é féin, agus ceiṫre ċéd fear; (óir dfanadar dá ċéd eile ná ndiáiġ nar féud dul tar a nabhainn Besor, do búdar comlag sin.)

11. Agus fúaradar Egipteaċ ar an macaire, agus tugad ċum Dáibi é, agus ṫugadar arán dó, agus dith sé sin, agus ṫugadar air uisge ól.

12. Agus ṫugadar píosa do ċáca figeḋ dó, agus dá ṫriopall risin: agus a nuáir aduáiġ sé sin, ṫáinic a spiorad ann a rís: óir ní duáiġ sé arán, agus níor ib uisge re trí lá, agus lé trí hoiḋċe.

13. Agus a dubairt Dáibi ris, cia lear leis tusa? agus cia has a ttáinic tú? agus a dubairt seision, ógánaċ don Négipt mé, seirbiseach do Amalecitech, agus dfág mo ṁaiġistir mé, do bríġ gur ġlac tinnios mé trí la ó sin.

14. Thugamar ionnsuighe ar an ttáob ó des do na Cheretiteċaib, agus ar na gcósta beanas re Iúdah, agus ar na ttáob ó des do Cháleb, agus do loisgeamar Siclag le teine.

15. Agus a dubairt Dáibi ris, an bfédfa tú misi breiṫ síos ċum na cuideaċta sin? agus a dubairt seision, tabair do ṁionna dam tre Dhia nach muirfe tú mé, agus naċ ttiubra tú a láim mo ṁaiġistir mé, agus do béara mé síos go nuige an ċuideaċta ṫú.

16. Agus a nuair rug sé síos é; féuch do bádar ar feaḋ na talman leaṫnuiġe ag iṫe, agus ag ól, agus ag damsa ar son méid na héadála ṫugadar léo amaċ as crić na bhPhilistinech, agus as tír Iúdah.

17. Agus do buáil Dáibi iad ó éirġe

éirġe an láoi go ttáinig tráthnóna ar na márach: agus níor imtiġ duine díob, ach ceithre céad óganach do ċúaiḋ ar ċámallaiḃ, agus do teiċ.

18. Agus do ben Dáibi amach a rugadar na Hamalecitig leó uile, agus do ben Dáibi a diaṡ ban amach.

19. Agus ni raib éinni dá nesbuiḋ beg nó mór, nó mic nó ingena, no éadáil, nó einni dá rugadar ċuca: do ben Dáibi amach an tiomlán.

20. Agus do ġlac Dáibi na tréuda uile, agus na helba, noċ do ṫiomainedar roimhe an ċuid eile don náirneis, agus a dubhairt sé, ag so sdáil Dháibi.

21. Agus táinic Dáibi mar a raib an dá céad fer, noċ do bi comlag sin nar fhéudadar Dáibi lenmhuin, noċ ar a ttug sé fós fuirech ag abhuinn Besor: agus do ċuadarsan amaċ a ccoinne Dháibi, agus a ccoinne na muintire do bi na ḟoċair; agus a nuair táinic Dáibi a bfogus don ṗobal, do benuiġ sé dóib.

22. Ansin do ḟregradar na droċdaoine uile, agus muintir Bhélial don druing ċuaiḋ le Dáibi, agus a dubradar, do briġ naċ deċadar linn, ni ṫiubram dóib don néadáil do benamar féin amach, acht dá gaċ sduine a ben, agus a ċlann, ċor go mbéruid siad leó iad, agus go nimṫeoċuid uainn.

23. Ansin a dubhairt Dáibi, ni déunfaoisi mar sin, a derbráitre, ris an ni ṫug an Tigerna duinn, noċ do ḋídin sinn, agus ṫug an ċuideachta ṫáinic ar nagaiḋ ann ar lámhaiḃ.

24. Oir cia déisdfeḋ ribh ann sa ċuisse? ach mar biaḋ ċuid an té raċus sios san ċaṫ, mar sin biaḋ cuid an té ḟanfus a mbun an ċarráiste: roinnfid siad go comṫrom.

25. Agus do bi sé mar sin ón ló sin amaċh, go ndéarna sé statuid de, agus ordugaḋ do Israel gus a niuġ.

26. Agus a nuair táinic Dáibi go Siclag, do ċuir sé roinn don néadáil ċum sinnser Iúdah, eadhon ċum a ċarad, gá rad, féuch ag sin tiodhlacaḋ agaibh do ċreiċ námad an Tigerna:

27. Chum na muintire do bi a Mbétel, agus ċum na muintire do bi a Rámot ó dheas, agus gus an lucht do bi an Iatir,

28. Agus gus an lucht do bi an Aroer, agus gus an droing do bi a Siphmot, agus gus an droing do bi an Estemoa,

29. Agus ċum na muintire do bi an Rachal, agus ċum na muintire do bi a ccaiṫreċaib na Ierameelitech, agus cum na muintire do bi a gcaiṫreċaib na Ccenitech,

30. Agus ċum na muintire do bi an Hormah, agus ċum na muintire do bi an Chorasan, agus ċum na muintire do bi an Atach,

31. Agus ċum na droinge do bi an Hebron, agus cum na náitech uile mar a ngnáthuigheḋ Dáibi féin agus a dáoine, taṫuighe.

# Caib. 31.

Agus a nois do ṫroideadar na * Philistinig a naġaiḋ Israel, agus do ṫeiṫeadar muintir Israel roimhe na Philistineċaib, agus do ṫuiteadar sios marb a Sliab Gilboa. *1 Chron. 10. 1.*

2. Agus do lenadar na Philistiniġ go cruaiḋ ar Shaul, agus ar a ṁacaib, agus do ṁarbadar na Philistiniġ Ionatan, agus Abinadab, agus Malchisua, mic Shauil.

3. Agus do ċúaiḋ an caṫ go cruadálaċ a naġaiḋ Shauil, agus damusadar na saiġdeóiriġ é, agus do bi ar na lot go mór ó na saiġdeóirib.

4. Ann sin a dubhairt Saul re fer iomċarṫa a airm, tarruing do ċloideṁ, agus saiṫ ṫriomsa é, deagla go dtiucfaḋ an drong neimṫimċilliġṫe sa,

sa, agus go marḃfaidis mé, agus go ndénaidis sgige fúm: ach níor báill le fer iomċarṫa a arm, óir do bí sé lán d'egla: uime sin do ġlac Saul cloideṁ, agus do ṫuit sé air.

5. Agus a nuair do ċonairc fer iomċarṫa a arm gur éug Saul, do ṫuit sei-sion mar an gcédna air a ċloideṁ, agus déug sé maille ris:

6. Mar sin déug Saul, agus a ṫriúr mac, agus fer iomċarṫa a arm, agus a ḋaoine uile an lá sin féin a néinfeċt.

7. Agus a nuair do ċoncadar clann Israel, noċ do bí don táoiḃ oile don ġlenn, agus drong do bí táoḃ ṫall do Iordan, gur ṫeiṫedar fir Israel, agus gur eug Saul, 7 a ṁic, do ṫréi-gedar na caiṫreċa, agus do ṫei-ṫedar; agus tangadar na Philis-tinig, agus do áitreḃadar ionta.

8. Agus tárla ar na ṁárać, a nuair tangadar na Philistinig d'fag-bail na marḃ, go bfuaradar Saul agus a ṫriúr mac na luiġe a sliaḃ Ghilboa.

9. Agus do ḃenadar a ċenn de, agus d'faġbadar as airm é, agus do ċuiredar tenna go dúiṫċe na bPhilis-tineċ timċioll fá gcuáirt, dá fógra a ttiġ a niodal, 7 a measg an ṗobail.

10. Agus do ċuiredar a arm a ttiġ Astároṫ, agus do ċengladar a ċorp do balla Bhet-san.

11. Agus a nuair do ċualadar ái-treḃuiġ Iábes-gilead an ní sin do rinne-dar na Philistinig re Saul:

12. Déiriġedar an méid do bí cura-ta uile, agus do imṫiġedar ar fead na hoiḋċe, agus do rugadar corp Shauil, agus cuirp a ṁac ó balla Bhet-san, agus tangadar go Iábes, agus do * loisgedar ann sin iad.

13. Agus do ġlacadar a gcnáma, 7 do * ádlaicedar iad fáoi ċrann ann Iábes, agus do ṫroisgedar seaċt lá.

* Jer. 34. 5.

* 2 Sam. 2. 4.

# AN DARA LEABHAR DO SHAMUEL, DA NGOIRTHEAR DARA LEABHAR NA RIOGH.

## CAIB. I.

ANois tárla tar éis báis
Shauil, a nuair do fill
Dáibi * ó marbhadh na Na- * 1 Sam. 30. 17.
malecitech, agus Dáibi
dá lá na chomhnuidhe ann Sic-
lag:
2. Tárla, a deirrim an treas lá,
féuch go ttáinic duine ón champa ó
Shaul, agus a éadach briste, agus
criē ar a cheann, agus is amhluidh bí, a
nuair tháinic sé chum Dáibi, gur thuit
sé chum talmhan, agus go ndéarna sé
umhlas.
3. Agus a dubhairt Dáibi ris, cáit
as a ttáinic tusa? agus a dubhairt
seision ris, as campa Israel tháinic
mé.
4. Agus a dubhairt Dáibi ris, ci-
onnus do chuaidh an chúis, guidhim thú, in-
nis dam? agus do fhreagair seision,
gur theitheadar cách as an gcath, a-
gus gur thuit agus gur marbhadh mó-
rán don phobal, agus go raibh Saul
agus Ionatan a mhac marbh mar an
gcéadna.
5. Agus a dubhairt Dáibi ris a nó-
gánach dinnis sin dó, gá fios duitsi
go bhfuil Saul agus Ionatan a mhac
marbh?
6. Agus a dubhairt an tógánach,
dinnis sin dó, mar tárla damhsa do
theagmhuin bheith ar sliabh Ghilboa, féch
do bhí Saul na leathluighe ar a ghath,
agus féuch do leanadar na carbuid,
agus an marcshluagh go géar na
dhiaigh.
7. Agus a nuair damhairc sé na
dhiaigh, do chonnairc sé misi, agus do
ghoir orum: agus do fhreagair misi,
atáim annso.
8. Agus a dubhairt seision liom, cia
thú? agus do fhreagair misi, Amaleci-
tech mé.
9. A dubhairt sé liom a ris, guidhim
thú, seas ar mo mhuin, agus marbh mé:
óir tháinic doirbhios orum, do brigh
go bhfuil manum fós go hiomlán io-
nnam.
10. Ann sin do sheas mé air, agus
do mharbh mé é, mar do bhí a dheimhin a-
gum nar bhféidir leis a bheith béo, tar
éis é thuitim: agus do ghlac mé an
choróin do bhí air a cheann, agus an bráis-
léd do bhí fá na láimh, agus thug mé
liom annso iad chum mo thighearna.
11. Ann sin do rug Dáibi greim
ar a éadach, agus do * réub sé iad, * Caib. 3. 31. & 13. 31.
agus mar an gcéadna an méid daoine
do bhí na fochair.
12. Agus do chaoineadar, agus do
ghuileadar, agus do throisceadar go
tráthnóna ar son Shauil, agus a mhic
Ionatan, agus ar son phobail an Tig-
hearna, agus ar son thighe Israel; do
bhrigh gur thuiteadar leis an gclaidh-
eamh.
13. Agus a dubhairt Dáibi ris a
nógánach

hógánach dinnis sin dó, cá has duitsi ?
agus do ḟreagair seision, ga rádh, mac
coiṁtiġiḋ Amalecitiġ mé.
14. Agus a dubhairt Dáibhi ris, *
* Psal. 105. 15. cionnus nach raibh eagla ort do láṁ
ṡíneaḋ amach do ṁarbhaḋ ungthaidh
an Tiġearna ?
15. Agus do ġoir Dáibhi duine
do na hógánachaibh, agus a dubhairt
ris, éirigh agus siubhail air ; agus
do buail seision é, go bfuair sé
bás.
16. Agus a dubhairt Dáibhi ris,
bioḋ t'ḟuil ar do ċeann féin: do ḟiad-
nuigh do béul féin ad aġaiḋ, gá rádh,
do ṁarbh mé ungthach an Tiġearna.
17. Agus do ċaoi Dáibhi leis an
ccaoineadh-so, ós cionn Shaul agus a
ṁic Ionatan:
18. (Mar an gcéadna d'áithin sé díobh
cleasaḋ an boġa do ṁúnaḋ do ċloinn
Iúdah: féch atá sé sgriobhtha a leabhar
* Jos. 10. 13. * Iaser.)
19. Tá sgéim Israel ar na mar-
bhaḋ ar háitibh árda: cionnus atáid
na cuṁachtaiġ ar ttuitim?
* Mich. 1. 10. 20. Ná * hinnis a Ngát é, ná foil-
lsiġ é a sráidibh Ascelon, deagla go
ndéanaidís ingeana na bPhilistineach luaṫ-
gháire, deagla go ndéanaidís ingeana na
neiṁtimċilleaġearrthach caithréim.
21. A sléibhte Gilboa ná raibh
drúcht ná fearthuinn oraibh, nó maġa os-
rála: óir is ann sin do teilgeaḋ go
tarcuisneach sgiath an ċuṁachtaiġ sé-
ċad, sgiath Shaul, mar nach biaḋ un-
gtha le hola.
22. O ḟuil na marbh, ó ṁéthus na
gcuṁachtach, níor ḟill boġa Ionatain
tar ais, agus níor ḟill cloidheaṁ Shaul
folaṁ.
23. Saul agus Ionatan do bhádar
gráḋach sólasach ann a mbeathaiḋ, a-
gus ann a mbás níor roinneaḋ iad: bá
luaithe iad ná iolair, bá láidre ná
leoṁain iad.
24. Sibhsi a ingeana Israel, guil-
iḋ ós cionn Shaul, noch do ċuir culaḋa
sgárlóide oraibh maille re hóibneas,
noch do ċuir córuġaḋ óir ar bhur néadaighibh.
25. Cionnus do tuitsedar na cu-
ṁachtaigh a meadhón an ċaṫa ? ó a Iona-
tain, do marbhaḋ tú ann háitibh ár-
da.
26. Atáimsi doilġiosach triód, a
dearbhráthair Ionatan: bá ro-ṡólasach
dámsa tú, dob ionganta do ġrádh
orum ag sárughaḋ grádh na mban.
27. Cionnus do tuitsedar na cuṁach-
taigh, agus airm an ċogaiḋ ar nimtheacht ?

---

CAIB. 2.


Gus tárla na diaigh so gur
fiafruigh Dáibhi don Tiġ-
earna, ga rádh, an raċa mé
suas go haon do ċait-
reaċaibh Iúdah ? agus a du-
bhairt an Tiġearna ris, éirigh suas. A-
gus a dubhairt Dáibhi, cáit suas a raċa
mé ? agus a dubhairt seision, go Heb-
ron.
2. Mar sin do ċuaiḋ Dáibhi suas
ann sin, agus fós a dias ban Ahino-
am an Tiesreelitheach, agus Abigail
bean Nábal an Carmelitech.
3. Agus rug Dáibhi leis suas a
ṁuinntir do bí na ḟochair, gach uile duine
guna ṫeaglach: agus do ċoṁnuiġeadar
a ccaithreachaibh Hebron.
4. Agus * tangadar muinntir Iú- * 1 Machab. 2. 57.
dah, agus do ungadar Dáibhi ann sin
na Ríġ ós cionn tiġe Iúdah: agus
d'innisiodar do Dháibhi ga rádh, dob iad
muinntir * Iabes-Gilead do adhluic Saul : * 1 Sam. 31. 13.
5. Agus do ċuir Dáibhi teaċta go
muinntir Iabes-Gilead, agus a dubhairt
sé riu, go mad beannuigh sibh ón Tiġ-
earna, noch do taisbéin an cinéulsa
dá bhur tTiġearna, do Shaul, agus
do adhlaic é.
6. Agus a nois go ttaisbénuigh
an Tiġearna daoibhse cinéul agus fí-
rinne: agus cúiteochuiḋ misi fós an
cinéulsa ribh, do bhrigh go ndearnabhar an
nise.

7. Ar a ṅaḋbharsin anois bidis bur lámasa ar na neartuġaḋ, agus bíṫi curata; óir fuáir Saul bur maiġistir bás, agus mar an gcéadna do ungadar tiġ Iúdah misi am Riġ ós a gcionn.

8. Ach do ġlac Abner mac Ner, caiptin slóiġ Shaul, Isboset mac Saul, agus ṫug leis a nall go Mahanaim é.

9. Agus do rinne sé Riġ ós cionn Ghilead é, agus ós cionn na Nasuriteach, agus ós cionn Iesreel, agus ós cionn Ephraim, agus ós cionn Bheniamin, agus ós cionn Israel uile.

10. Do bí Isboset mac Saul ceatrachad bliaḋan daóis a nuair do ṫionsgain sé riġe ós cionn Israel, agus do bi na Riġ dá bliaḋain: ach do lean tiġ Iúdah Dáibi.

11. Agus ba hé uibhir na láeṫeadh do bí Dáibi na Riġ an Hébron ós cionn tiġe Iúdah, seacht mbliaḋna agus sé mí.

12. Agus do ċuáiḋ Abner mac Ner, agus searbhfoġantuiġiḋ Isboset mic Saul, amaċ ó Mhahanaim go Gibeon.

13. Agus do ċuaiḋ Ioab mac Seruiah, agus searbhḟoġantuiġiḋ Dháibi amaċ, agus tárla dá ċéile iad ag loċán Ghibeon: agus do ṡuiġeadar síos, drong aca a ttaób don loċán, agus drong don taóib oile don loċán.

14. Agus a dubhairt Abner re Ioab, éirġidís na hógánuiġ anois, agus déindís súgraḋ as ar ccoimhe. Agus a dubhairt Ioab, éirġidís.

15. Ansin do éiriġ, agus do ċuaiḋ a nonn a nuibhir dá fear déag do Bheniamin, noċ do ġab lé Isboset mac Saul, agus dá fear déag do searbhfoġantaib Dháibi.

16. Agus do ġlac gach áon díob a companách ar ċeann, agus do saith a ċloiḋeam a ttaób a ċompánuiġ, ionnus gur ṫuiteadar dóiḃ: uime sin do goireaḋ don náitsin Helcat-hassurim, noċ atá a Ngibeon.

17. Agus do bí cat ro ḋoilġe an lá sin ann: agus do buáileaḋ Abner agus muintir Israel as coimhe searbhiseaċ Dháibi.

18. Agus do bádar trí mic Sheruiah ansin, Ioab, agus Abisai, agus Asahel: agus do bi Asahel comhlúaṫ dá ċois lé earit an maċaire.

19. Agus do lean Asahel a ndiáiġ Abner, agus ag imṫeaċt dó níor ċas sé ar a láimh deis nó ċlé ó ṫóruiġeaċt Abner.

20. Ansin dfeuch Abner na ḋiáigh, agus a dubhairt, an tú Asahel? agus do freagair seision, is mé.

21. Agus a dubhairt Abner ris, fill do leaṫ taóib ar do láim deis nó ċlé, agus glac duine do na hógánaċaibh, agus glac a ċoḋail ċugad; acht níor báill le Asahel filliuḋ ó na leanmhuin sion.

22. Agus a dubhairt Abner a ris re Asahel, fill ó beiṫ dom leanmhuin; cred fá mbuailfinnsi tú go talumh? cionnus ansin do ṫaisbeanfuinn maġaiḋ do Ioab do dearbhraṫair?

23. Gidheaḋ do diult seision filleaḋ do leaṫtaoiḃ: uime sin do buáil Abner é do ċeann gaṫa faói an ccuigeadh easna, ionnus go ttáinic an gaṫ amaċ ar a ċúl; agus do ṫuit sé ann sin; agus déug sé san náit ċéadna: agus tárla an méid ṫáinic go ruige a náit ar ṫuit Asahel síos, agus a bfuair sé bás, gur ṡeasadar na seasaimh.

24. Do lean Ioab mar an gcéadna, agus Abisai a ndiáiġ Abner, agus do ċuáiḋ an ġrian faói a nuáir ṫangadar go cnoc Ammah, noċ atá a radharc Ghiah ar sliġe fásaigh Ghibeon.

25. Agus do ċruinniġeadar clann Bheniamin iad féin a gcionn a ċéile a ndiáiġ Abner, agus tangadar a naoinċeideasa amáin, agus do ṡeasadar ar mullach cnoic.

26. Ansin do goir Abner ar Ioab, agus a dubhairt, an mbia an cloiḋeamh ag marbaḋ ċoiḋċe? nać bfuil a fios

…ngaó, go mbiáid sin na searbas fá deireadh? & gur sin go fad a biás sul orduighis tú ris na dáoinib filleadh ó leanmhuin a ndearbhráithreach?

27. Agus a dubhairt Ioab, mar mhairios Dia, muna beit gur labhair tú, go deimhin is ar maidin do racadh an pobal suas gach duine ó leanmhuin a dearbhrathar.

18. Iarsin do séid Ioab a stoc, agus do sesadar an pobal uile na gcomhnuidhe, agus nior leanadar nios mó a ndiáigh Israel, agus nior throideadar nios mó.

29. Agus do bi Abner, agus a mhuintir ag siubhal ar fead na hoidhche sin tria an reiteach, agus do chuadar tar Iordan, agus dimthigeadar tré Bhithron uile, agus tangadar go Mahanaim.

30. Agus dfill Ioab ó thóruigheacht Abner, agus a nuáir do chruinnigh sé an pobal uile a gcionn a chéile, do theasduigh náoi bhfir déug, agus Asahel do mhuintir Dháibhi.

31. Ach do buáileadar seirbhfogan Dháibhi do Bheniamin agus do mhuintir Abner, ionnus gur sgadar trí chéad agus tri fitchid díob.

32. Agus do thógbadar leó Asahel, agus do adhlaiceadar é a ttuáma a athar a mBet-lehem: agus dimthigh Ioab, agus a mhuintir ar fead na hoidhche, agus tangadar go Hebron ag éirghe laé.

CAIB. 3.



Nois do bi cogadh fada eidir thigh Shauil agus tigh Dháibhi: acht do bi Dáibhi ag dul ar a agaidh a neart, agus tigh Shauil ag dul a laige.

2. Agus rugadh mic do Dháibhi an Hebron, agus do bé a chéd mhac, Amnon, ré Ahinoam an Iesreeltach.

3. Agus a dara mac, Chileab, re Abigail, bean Nábal an Carmelitech: agus an treas mac Absolon, mac Maacah, ingean Thalmai Righ Gesur.

4. Agus an ceathramhadh mac, Adoniiah mac Haggit: agus an cuigeadh mac, Sephatia mac Abital.

5. Agus an seiseadh mac, Itream, re Heglah bean Dháibhi: siad so rugadh do Dháibhi an Hebron.

6. Agus tárla an fead do bi cogadh idir thigh Shauil agus tigh Dháibhi, go ndearna Abner é féin láidir do thigh Shauil.

7. Agus do bi leannán ag Saul dar bainm * Rispah ingean Aiah: agus a dubhairt Isboset re Abner, Cred far luigh tú lé leannán mathar?

* Caib. 21. 8.

8. An sin do bi Abner ro fheargach tré bhriathraibh Isboset, agus a dubhairt sé, an ceann madruidh misi? noch thaisbeanus cinéul a niugh a nagaidh Iúdah do thigh Shauil hathair, dá dearbhráithribh, agus dá cháirdibh, agus nar sheachaid mé thusa a láimh Dháibhi, as a bfuil tú a niugh ag cur choire am leith a ttáob na mnása?

9. Go madh marsin do dhéanas Dia re habner, agus fós nios mó, mar do mhionnuigh an Tighearna do Dháibhi muna ndearna misi mar sin dó:

10. An rioghacht atharrughadh ó thigh Shauil, agus cathaóir Dháibhi chur suas ós cionn Israel, agus ós cionn Iúdah ó Dhan ar fad go Beersaba.

11. Agus nior fhéad sé énfhocal freagartha do thabhairt ar Abner a ris do bhrigh go raibh eagla air roimhe.

12. Agus do chuir Abner teachta chum Dáibhi dá tháoibh féin, ga rádh, cia ler leis an dúithche? ga rádh fós, déna ceangal riomsa, agus féch biáidh mo lámh leat do thabhairt Israel uile timchioll chugad.

13. Agus a dubhairt seision, is maith

maith sin, do dhéansa ceangal riot: acht éinní amháin iarruim ort, eadhon ni faicfidh tú mo ghnúis muna ttuga tú Michal inghean Shaúil leat a ttosuigh, an tan thiucfas tú domlathair.

14. Agus do chuir Dáibhi teachta chum Isbóset mac Saúil, ga rádh, tabhair damhsa mo bhean Michal, noch do phós mé dham féin, ar son chéd * roimhchroiceann do na Philistinibh.

* 1 Sam. 18. 25, 27.

15. Agus do chuir Isbóset fios uirre, agus thug ó na fear í, eadhon * ó Phaltiel mac Lais.

* 1 Sam. 25. 44.

16. Agus do chuaidh a fear lé ar fad ag gul na diaigh go Bahurim: annsin a dubhairt Abner ris, imthigh agus fill; agus do fill sé.

17. Agus do chomhráidh Abner re sean-óiribh Israel, gá rádh, do iarrabhair roimhe so Dáibhi beith na Righ oraibh.

18. Anois chena déanaidh é: óir do labhair an Tighearna a ttáobh Dháibhi, dá rádh; le láimh mo sheirbhfoghantaigh Dáibhi tárthocus misi mo phobal Israel as láimh na bPhilistineach, agus as láimh a námhad uile.

19. Agus do labhair Abner mar an gcéadna a gcluasaibh Bheniamin; agus do chuaidh Abner mar an gcéadna do labhairt a ccluasaibh Dháibhi an Hébron a nuile ní dar thaitin le Israel, agus dar thaitin le tigh Bheniamin uile.

20. Annsin tháinic Abner chum Dháibhi an Hébron, agus fiche fear leis: agus do rinne Dáibhi féasta do Abner, agus don muintir do bhí na fochair.

21. Agus a dubhairt Abner re Dáibhi, éireochaidh misi, agus imtheocha mé, agus cruinneochad Israel uile chum mo Thighearna an Righ, chor go ndéanaid ceangal riot, agus go mbia tú ad Righ ós cionn gach ar mian leo mheanmain. Agus do chuir Dáibhi Abner ar siubhal, agus dimthigh sé a siothcháin.

22. Agus féach thangadar seirbhfoghantaigh Dháibhi agus Ioab ó thóruigheacht bhuidhne, agus thugadar sdáil mór leó: (ní raibh Abner a bhfochair Dháibhi an Hébron, óir do chuir sé ar siubhal é, agus dimthigh sé a siothcháin.)

23. A nuair tháinig Ióab, agus an sluagh do bhí na fochair uile, dinnsiodar do Ióab, dá rádh, táinig Abner mac Ner chum an Righ, agus do chuir sé ar siubhal é, agus dimthigh sé a siothcháin.

24. Ann sin tháinic Ióab chum an Righ, agus a dubhairt sé, cred an ní so do rinne tú? Féach táinig Abner chugad, cred fár chuir tú ar siubhal é, agus dimthigh sé thríd amach.

25. As aithnidh dhuitse Abner mac Ner, gur dot mhealladh tháinic sé; agus dfaghāil fesa do dhula amach, agus do theacht a steach, agus dfios a nuile neithe dá ndéan tú.

26. Agus a nuair tháinic Ióab amach ó Dháibhi, do chuir sé teachta a ndiaigh Abner, noch thug ar ais é ó thobar Sirah: ach ní raibh a fhios ag Dháibhi.

27. Agus a nuair dfill Abner go Hébron, rug * Ióab leis do leattaoibh é, annsa ngeata do labhairt go siothchánta ris, agus do bhuail sé ann sin é fáoi an gcuigeadh easna, go bfuair sé bás, ar son fola a dhearbhráthar * Asahel. * 1 Rig. 2. 5. * Caib. 2. 23.

28. Agus na diaigh sin a nuair do chualaidh Dáibhi é, a dubhairt sé, atáimse agus mo rioghacht neimhchiontach a láthair an Tighearna go bráth ó fhuil Abner mic Ner.

29. Coimhnigheadh sí ar cheann Ióab, agus ar thigh a athar uile, agus nar theasdaigh ó thigh Ióab duine ar a mbia crithsillte, nó bhias na lobhar, nó dar budh éigin siubhal le bata, nó thuitfios ar an gcloidheamh, no ar a mbia easbaidh aráin.

30. Marsin do marbhadh Abner le Ióab, agus lé Abisai a dhearbhrathair, do bhrigh gur mharbh seisean * Asahel a ndearbhrathair annsa troid ag Gibeon. * Caib. 2. 23.

31. Agus a dubhairt Dáibhi re Ióab, agus ré a raibh na fochair, brisidh bhur néadaighe, agus gabhaidh sibh féin a

saic-

saileabhach, agus do chaoineadh roimhe Ab-
ner; agus do lean Dáibhi an Righ féin
an crócar.
32. Agus do adhlaiceadar Abner
ann Hebron, agus do thóg an Righ a
ghuth suas, agus do ghuil sé ar uaighe
Abner, agus do ghuil an pobal uile.
33. Agus do chaoi an Righ ós cionn
Abner, agus dubhairt, an bhfuair Ab-
ner bás mar éugus amadán?
34. Ní rabhadar do láma ceangail-
te, ní mó do bhádar do chosa a ngeibhionn:
mar thuitios duine a lathair daoine coir-
pe, is mar sin do thuit tusa. Agus
do ghuileadar an pobal uile a ris ós a
chionn.
35. Agus a nuair tháinig an pobal
uile dá thabhairt air Dháibhi biadh ithe an
fead do bhí fós na lá, tug Dáibhi a mio-
nna, dá rádh, déanadh Dia mar sin domh-
sa, agus tuilleadh fós, má bhlaisim a-
rán no ní ar bith oile, nó go ndeachaidh an ghrian
faoi.
36. Agus tugadar na daoine uile
dan aire é, agus do thaitin sin riu: a-
mhuil gach a ndéanadh an Righ do thaitni-
gheadh sé ris an bpobal uile.
37. Oir do thuig an pobal uile, a-
gus do thuig Israel uile an lá sin,
nach ón Righ tháinic gur marbhadh Abner
mac Ner.
38. Agus a dubhairt an Righ re na
sheirbhíseachaibh uile, nach bhfuil a fhios a-
gaibh gur thuit prionnsa agus duine
mór a niugh a nIsrael?
39. Agus atáimsi a niugh lag, gé
táim am Righ ungtha, agus atáid an
muintirsi mic Sheruiah ro-chruaidh dam:
do bhéara an Tighearna a luaidheacht
don droch-dhuine do réir a uilc do dhéanamh, do réir a
chionta.

C A I B. 4.

Agus a nuair do chualaidh
mac Shauil gur marbhadh
Abner ann Hebron, do rása-
dar a láma lag, agus do
bhí Israel uile buaidheartha.
2. Agus do bhí ag mac Shauil dias
fear, caiptinigh ar chuideachtaibh: budh é
ainm duine díobh Baanah, agus ainm
an fhir oile Rechab, mic Rimon Bee-
rotitech, do chloinn Bheniamin: óir do
háirmeadh Beerot fós do Bheniamin.
3. Agus do theitheadar na Beeroti-
tigh go Gittaim, agus do chomhnui-
ghedar ann sin gus a niugh.
4. Agus do bhí mac ag Ionatan
mac Sauil, do bhí bacach ann a chosaibh,
agus do bhí a ccionn a chúig mblia-
dhan a nuair tháinic sgéula ó Shaul,
agus ó Ionatan as Iesreel, agus do
thóg a banaltra lé é, agus do theith
sí leis: agus tárla mar do bhí sí ag
déanamh deithnis re teitheamh gur thuit
sé, agus go ndearnadh bacach é; a-
gus sé dob ainm dó Mephibóset.
5. Agus do chuadar clann Rimmon,
an Beerotitech, Rechab agus Baa-
nah, agus tangadar timchioll teasa
an laoi go tigh Isboset, noch do
luigh ar a leabaidh san meadhon laoi.
7. Agus tangadar ann sin go lár
an tighe mar do thiucfaidís ar cheann
cruithneachta: agus do bhuaileadar é fói
an ccuigeadh easna, agus do chuaidh
Rechab agus Baanah a dearbhrathair
as.
7. Oir a nuair thangadar don tigh,
do bhí seision na luighe ar a leabaidh ann
a sheomra codalta, agus do bhuail-
eadar san é, agus do mharbhadar agus
do dhícheannadar é, agus rugadar a
cheann leo, agus dimthigheadar rompa thríd
an réidhteach ar fead na hoidhche.
8. Agus thugadar ceann Isboset
chum Dáibhi go Hebron, agus a du-
bhradar ris an Righ, féuch ceann Isbo-
set mic Sauil do námhad, do sir do
bhás, agus do rinne an Tighearna dioghal-
tus mo thighearna an Righ a niugh ar
Shaul, agus ar a shliocht.
9. Agus do fhreagair Dáibhi Re-
chab agus Baanah a dearbhrathair, mic
Rimmon an Beerotitech, agus a du-
bhairt sé riu; mar mhaireas an Tighearna,
noch do fhuasgail manum as gach uile ghábhadh,

* Caib. 1. 15 — 10. A nuair dinnis * duine dhamh, dá rádh, atá Saul marbh, dá mheas go ttug sé sgéula maithe chugamsa; do rug misi é, agus do mharbh mé é ann Siclag, an té do shaoil go ttiubhrainn luach a sgéulaigheachta dhó.

11. Gá mhéid ós a chionn sin a nuair do mharbhadar droch dhaoine duine fíreunta a ann tigh féin ar a leabaidh? nach iarrfa misi é a nadhbharsin anois a fhuilson as bur lámhaibh, agus sibhsi tógbháil do dhruim na talman?

12. Agus do fhúagair Dáibhi dhá ógánachaibh, agus do mharbhadar iad, agus do ghearradar a lámha agus a ccosa dhíobh, agus do chrochadar súas iad ós cionn an locháin ann Hebron: ar do thógbhadar ceann * Isboset, agus do adhlaiceadar é a ttuama Abner ann Hebron. — * Caib. 3. 32.

CAIB. 5.

ANNSIN * tangadar treabha Israel uile chum Dáibhi go Hebron, agus do labhradar, dá rádh, féch as sinne do chnáimh, agus tfeóil. — * 1 Cronic. 11.

2. Mar an gcéadna roimhe so a nuair do bhí Saul na Righ ós ar gcionn, ba tusa an té do threóraigheadh amach, agus do bheireadh a steach Israel: agus a dubhairt an Tighearna riot, * beathóchaidh tú mo pobal Israel, agus biáidh tú ad chaiptín ós cionn Israel. — * Psal. 78. 71.

3. Mar sin tangadar sinnsir Israel uile gus an Righ go Hebron, agus do rinne Dáibhi Righ ceangal riu ann Hebron, a bhfiadhnaisi an Tighearna: agus do ungadar Dáibhi na Righ ós cionn Israel.

4. Do bhí Dáibhi triochad bliadhan dhaóis, a nuair do thosaigh a rioghas, agus do bhí na Righ ceathrachad bliadhan.

5. Do bhí na Righ ann Hebron ós cionn Iudah * seacht mbliadhna, agus sé mí: agus do bhí na Righ ann Ierusalem triochad, agus trí bliadhna ós cionn Israel uile, agus Iudah. — * Caib. 2. 11.

6. Agus do chuáidh an Righ, agus a mhuintir go Hierusalem gus na Iebusitighibh, eadhon áitreabhaigh na tíre, noch do labhair re Dáibhi, dá rádh, muna mbeiridh tú an dall, agus an bacach as so, ni thiucfa tú a steach; ga smuaineadh, ni fhéadann Dáibhi teacht a steach ann so.

7. Gidheadh do ghabh Dáibhi daingean neartmhar Shioin: is sin féin cathair Dháibhi.

8. Agus a dubhairt Dáibhi an lá sin, gidh bé rachus súas ann sa gheadhair, agus buailfios na Iebusitigh, agus na bacaigh, agus na daill é a bhfuil fuath ag croidhe Dháibhi, sé bus * ceann agus bus caiptín: ar a nadhbharsin a deartar, ni thiucfaidh an dall nó an bacach don tigh. — * 1 Cron. 11. 6.

9. Mar sin do chomhnaigh Dáibhi ann sa nait daingin, agus do ghoir sé cathair Dháibhi dhe: agus do rinne Dáibhi fairgneamh timchioll fa gcuairt ó Mhillo, agus a steach tighis.

10. Agus do chuáidh Dáibhi ar a agaidh, agus do fhás sé go mór, agus do bhí an Tighearna Dia na slógh ris.

11. Agus do chuir * Hiram Righ Tir teachta chum Dáibhi agus crainn ólodhar, agus saoir chrainn agus chloiche, agus do rinneadar tigh do Dháibhi. — * 1 Cronic. 14. 1.

12. Agus do chonnairc Dáibhi gur dhaingnidh an Tighearna é na Righ ar Israel, agus gur árduigh sé a rioghas ar son a pobail Israel.

13. Agus tug * Dáibhi tuilleadh leannán agus ban as Ierusalem, tar éis a theacht as Hebron: agus rugadh fós mic agus ingena do Dáibhi. — * 1 Cron. 3.

14. Agus * siad so anmanna an méid rugadh dhó ann Ierusalem, Sammua, agus Sóbab, Nátan, agus Solomon, — * 1 Cron. 3.

15. Ibchar fós, agus Elisua, agus Nepheg, agus Iaphia,

16. Agus

16. Agus Elisama, agus Elia-
da, agus Eliphalet.
* 1 Croin. 11. 17. As * a nuair do ċualadar na
16. & 14. 8. Philistinig gur ungadar Dáibi na
Righ ós cionn Israel, tangadar na
Philistinig suas uile diarraidh Dhái-
bi ; agus do ċualaidh Dáibi sin,
agus do ċuaidh sé sios don náit
daingin.
18. As a nuair tangadar na Phi-
listinig, agus do leathnaigheadar iad
féin a ngleann Rephaim:
19. Do comhairlig Dáibi ris an
Tighearna, ag rádh, an raċa mé
suas ċum na bPhilistineach? an sé-
ċoda tusa am láimh iad? agus a du-
bhairt an Tighearna ré Dáibi, imthigh
suas; óir gan amharus do bhéara
misi na Philistinig ad láimh.
* Esa. 28. 21. 20. Agus táinig * Dáibi go Baal-
Perasim, agus do buail Dáibi ansin
iad, agus a dubhairt sé, do bhris an
Tighearna romam amach ar mo námaid,
amhuil bhriseadh na nuisgeadh. Uime sin do
goir sé Baal-Perasim-dainm don
náitsin.
21. Agus dfágbhadar a niomáigheadh
* 1 Croin. 14. 12. ansin, agus do * loisg Dáibi agus a
mhuintir iad.
22. Agus do ċuadar na Philis-
tinig suas fós a ris? agus do
leathnaigheadar iad féin a ngleann Re-
phaim.
23. Agus a nuair dfiafruigh Dáibi
don Tighearna, a dubhairt sé ris, ni
raċa tú suas, ach tarr timċioll na
ndiaigh, agus tarr orra as coinne
ċrann na smeur.
24. Agus go madh amhluidh bhias, a
nuair ċluinfios tú torann [illegible] a
sreċ ós mullaċ na ccrann smeur, go-
rob ansin corróċus tú tú féin: óir
is ann sin raċus an Tighearna amaċ
romhad do buaileadh slóig na bPhilis-
tineaċ.
25. Agus do rinne Dáibi sin mar
do aithin an Tighearna dé, agus do
buail sé na Philistinig ó Gheba, nó
go tti tú go Gázer.

CAIB. 6.


Nís do ċruinnig Dáibi a bfo-
ċair a ċéile daóine togtha
Israel uile, gidhon triocad
míle.
2. Agus déirig * Dái- * 1 Croin. 13. 5. 6.
bi, agus do ċuaidh gona raibh malle ris
dá mhuintir ó Bhaal-Iudah do ta-
bhairt Airce Dé a nuas as sin, noch
ainmnighear tré ainm Thighearna na slógh,
noċ ċomhnaigheas idir na Cherubi-
nib.
3. Agus do ċuireadar Airc Dé
ar ċarr núadh, agus tugadar leó
amaċ í as tigh Abinadab, noċ do bí a
Ngibeáh: agus do tiomain Uzzah
agus Ahio, dias mac Abinadab, an
ċarr núadh.
4. Agus tugadar amaċ as * tigh * 1 Sam. 7. 2.
Abinadab í, noċ do bí a Ngibeáh:
ag tabhairt ċroḋesa Dáirc Dé, agus
do ghluais Ahio roimhe an Náirc.
5. Agus do sinn Dáibi, agus tigh
Israel uile a lathair an Tighearna
ar gach uile [ adhbha ċiuil ]
dfiodhbhadh giumhuis, gidhon ar ċláir-
seaċaibh, agus ar saltraċaibh, agus
ar tiompánaibh, agus ar ċoirnetibh,
agus ar Chimbalaibh.
6. Agus * a nuair tangadar go * 1 Croin. 13. 9.
láir buailte Nachon, do ċuir Uzzah
a lámh amach ċum Airce Dé, agus
do ghabh greim uirre: óir do ċroithea-
dar na daimh í.
7. Agus do las fearg an Tighearna
a naghaidh Uzzah, agus do buail Dia
ann sin é ar son a ghraide, agus
fuair sé bás ann sin láimh re Hairc
Dé.
8. Agus do bí Dáibi doirbh, do
cionn go ndearna an Tighearna briseadh
ar Uzzah: agus tug sé ainm ar
an náitsin Peres-Uzzah gus an
lá a niugh.

9. Agus do bhí egla an Tighearna ar Dháibhi an lá sin, agus a dubhairt sé, cionnus thiucfas áirc an Tighearna chugamsa?

10. Mar sin níor báill le Dáibhi áirc an Tighearna do chorrughadh chuige féin, go cathraigh Dháibhi: ach rug Dáibhi leis do leththaoibh í, go tigh Obed-edom an Gititech.

11. Agus dfan áirc an Tighearna a ttigh Obed-edom an Gititech trí mhí: agus do bheannuigh an Tighearna Obed-edom, agus muintir a thighe uile.

12. Agus do hinnsedh do Dháibhi Righ, ga rádh, do * bheannuigh an Tighearna tigh Obed-edom, agus a nuile ní dar bhen ris ar son áirce Dé. Ann sin dimthigh Dáibhi, agus rug suas áirc Dé as tigh Obed-edom go cathraigh Dháibhi maille re gáirdeachus.

*1 Croin. 15. 25.

13. Agus is amhluidh bhí a nuair do imthigheadois an muintir dhiomchar áirc an Tighearna sé choisceim, do iodhbradh sé daim, agus mlthursnadh.

14. Agus do rinne Dáibhi damhsa ar choinne an Tighearna le na uile neart, agus do bhí Ephod línéadaigh gabhtha um Dháibhi.

15. Mar sin tug Dáibhi, agus tigh Israel uile áirc an Tighearna suas maille re gáirtha, agus le fuáim an stuic.

16. Agus a nuair tháinic áirc an Tighearna go cathraigh Dháibhi, dfech Michal, ingen Shauil, ar fuinneóig, agus do chonnairc sí Dáibhi Righ ag leimnigh, agus ag damhsa ar choinne an Tighearna; agus do tharcuisnigh sí é ann a croidhe.

17. Agus tugadar a stech áirc an Tighearna, agus do chuiredar na suighe ann a háit féin í, a lár an tabernacuil, noch do chuir Dáibhi suas di: agus do iodhbhuir Dáibhi offráil loisge, agus iodhbarta síotchána a lathair an Tighearna.

18. Agus comhluath is chríochnuigh Dáibhi offráil na hiodhbarta loisge, ⁊ na hiodhbarta síotchána do * bheannuigh sé an pobal a nainm Thighearna na slógh.

*1 Croin. 16. 2.

19. Agus do roinn sé a measg an pobail uile, a measg choimhthinóil iomláin Israel, do na mnáibh fós agus do na fearaibh, dá gach uile dhuine bairghin aráin, agus spólla feóla, agus flaigín [fíona:] na dhiaigh sin dimthigh an pobal uile gach aon dá thigh féin.

20. Ann sin dfill Dáibhi do bheannughadh a theghlaigh: agus tháinic Michal ingen Shauil amach na choinne, agus a dubhairt sí, creud é a ghlóirmhaire do bhí Righ Israel a niugh, noch do nochd é féin a namharc chailinedh a searbhfoghantach, mar nochdus aon do na daoinibh díomhaóine é féin go mínáireach?

21. Agus a dubhairt Dáibhi re Michal, is do lathair an Tighearna noch do thogh mísi roimhe hathairsi, agus roimhe a thigh uile, dom ordughadh mar uachtarán ós cionn pobail an Tighearna, ós cionn Israel: uime sin do dhéana mé gáirdeachus a lathair an Tighearna.

22. Agus biáidh mé fós níos tarcuisnighthe ná mar so, agus níos uirisle, ann mo radharc féin; agus ag na banóglachaibh ar ar labhair tusa, acasan fós biáidh mé a nonóir.

23. Uime sin ní raibh éinghin cloinne ag Michal ingen Shauil go ló a báis.

---

# CAIB. 7.

AGus tarla a nuair do bhí an * Righ na shuighe iona thigh, agus go ttug an Tighearna suaimhneas dó óna naimhdibh uile ar gach leththaobh;

*1 Croin. 17. 2.

2. Go ndubhairt an Righ re Natan an fáidh, féuch anois áitreabhaimsi a ttigh Cedair, as atá áirc an Tighearna na comhnuidhe taobh a stigh do chuirtinibh.

*1 Righ. 8. 20.

3. Agus a dubhairt Natan ris an Righ, éiridh déana a nuile ní atá fád inntinn

mem: óir atá an Tighearna maille
leat.
4. Agus tárla a noidhche sin go
ttáinic briathar an Tighearna go Ná-
tan, dá rádh.
5. Eirigh, agus innis dom sheirbhiseach
Dáibhi gur mar so a deir an Tighearna,
a ndéana tú tigh damhsa chum comhnuidhe
ann?
6. An tan nar chomhnuigh mé a ntigh-
tigh ó nuáir fá ttug mé clann Israel
amach as an Egipt gus a niugh; acht
do siubhail mé a bpáilliun, agus a lóis-
tin.
7. Ann sna huile áitibh ar siubhail
mé le cloinn Israel uile, nar labhair mé
énfhocal re héntreibh Disrael, noch dar
aithin mé mo phobal Israel do bheathughadh,
gá rádh, cred fá nach ccuirtáoi tigh
Cedair suas damhsa?
8. Anois ar a nadhbharsin is mar so
déarfa tú rem sheirbhfoghantuidh Dáibhi, is
mar so a deir Tighearna na slógh; *
do thóg misi tú ó máinnsigh na gcáo-
rach, ó leanmhuin an tréda, dot bheith
ad riaghlóir ós cionn mo phobail, ós cionn
Israel.
9. Agus do bhí mé maille leat ann
gach uile ball ar ghabh tú, agus do
ghearr mé amach do naimhde uile as do
radharc, agus do rinne mé ainm mór
diot, cosmhuil re hainm na ndaoine mó-
ra atá ar an ttalumh.
10. Os a chionn sin óirdeochaidh mé
áit dom phobal Israel, agus suidheo-
chaidh mé iad, chor go ndéanaid comhnuidhe
a náit bus leo féin, agus nach ccor-
rocháidh níos mó: agus nach buaidheoraidh
clann na hurchóide iad feasda mar do
rinneadar roimhe so.
11. Agus amhuil ó nuair fár órdaigh
mé breitheamhuin do bheith ós cionn mo
phobail Israel, agus tug mé dhuitse
suáimhneas ód naimhdibh uile: mar an
gcéadna atá an Tighearna dá innisin duit
go ndéana sé tigh duit.
12. Agus * a nuáir chríochnochar
do láethesi, agus choideolus tú a
bfochair haithreadh, cuirfe misi do shliocht
súas ad dhiaigh, noch thiocfas amach

* 1 Sam. 16. 11. Psal. 78. 70.

* 1 Riogh. 8. 20.

as thighibh; agus daingneochaidh mé a
rioghachd.
13. Do * dhéana sé tigh dom ainm,
agus daingneochaidh misi cathaoir a
rioghachdasan go brath.
14. * Biaidh misi am athair aige, a-
gus biaidh seision na mhac agamsa;
má * ní sé éigceart, smachteochaid é le
slait na ndaoine, agus le buillibh
cloinne na ndaoine;
15. Acht ní dheileochaidh mo thró-
caire ris, mar do rugas í ó Shaul,
noch do chuir mé ar siubhal romhad-
sa.
16. Agus daingneochar do thigh,
agus do rioghachd go brath romhad:
daingneochar do chathaoir Riogha go
brath.
7. Do réir na mbriathairsin uile,
agus do réir na fisesi uile, is mar
sin do labhair Nátan re Dáibhi.
18. Agus ann sin do chuaidh Dáibhi
Rígh a steach, agus do shuidh a bfiadhnuisi
an Tighearna, agus a dubhairt sé,
cia misi, a Thighearna Dia, agus cred
é mo thigh, as a ttug tusa mé go
nuige so?
19. Agus fós ba beag so ad ra-
dharcsa, a Thighearna Dia: acht do la-
bhair tú mar an gcéadna ar tigh do sheir-
bhfoghantuidh go cian daimsir: agus
a né so dligheadh an duine, a Thighearna
Dia?
20. Agus cred fós Dáibhi rádh
riot níos mó: óir atá fios do sheir-
bhfoghantuidh agadsa, a Thighearna
Dia.
21. Ar son thfocail, agus do réir
do thola féin do rinne tú na neithe
móra so uile, do thabhairt air do sheirbhfo-
ghantuidh a naithnedh.
22. Ar a nadhbharsin atá tú mór,
a Thighearna Dia, agus ní bfuil áon
cosmhuil riot ann; agus ní bfuil Dia
ann taobh amuigh diotsa, do réir gach
a ccualamar rer gcluasaibh.
23. Agus cia an * cinedh ar ta-
lumh cosmhuil re do phobalsa, cosmhuil
re Hisrael, noch a ndeachaidh Dia dá
bfuasgladh mar phobal dó féin, agus

* 1 Riogh. 5. 5. & 6. 12. 1 Croin. 22. 10.

* Eabhr. 1. 5

* Psal. 89. 31. 32.

* Deut. 4. 7

do ḋénaṁ anma dó, agus do ḋénaṁ
neiṫeaḋ móra agus uaṫbásaċ ḋaoibhsi
ar son do ḋúiṫċe, roiṁe do ṗobal,
noċ ḋfuasgail tú ḋuit féin as an
Négipt, ó na ciniḋeaċaibh, agus ó na
ndeeiḃ?

24. Oir do ḋaingniḋ tú ḋuit féin
do ṗobal Israel do beiṫ na ṗobal a-
gad go bráṫ: agus atá tusa, a
Thiġerna, ad Dhia aca.

25. Agus anois, a Thiġerna Dia,
an focal do laḃair tú a ttáoḃ do ṡer-
ḃfoġantaiġ, agus a ttáoḃ a tighe,
daingniḋ é go bráṫ, agus déna mar a
duḃairt tú.

26. Agus bioḋ hainm ar na ṁóru-
ġaḋ go bráth, ga ráḋ, sé Tiġerna
na slóġ as Dia ós cionn Israel: a-
gus daingniṫer tiġ do ṡerḃfoġan-
taiġ Dáibi ad laṫair.

27. Oir tusa a Thiġerna na slóġ,
Dia Israel, ḋfoillsiġ tú ḋot ṡerḃfo-
ġantaiġ ga ráḋ, do déna mé tiġ ḋuit:
uime sin fuáir do ṡerḃfoġantaiġ io-
na ċroiḋe a nurnaiġsi ḋénamh ċu-
gad.

28. Agus anois, a Thiġerna Dia,
is tusa an Dia sin, agus is * fíor
*Eoin.17.17. do briaṫra, agus do ġell tú an maiṫ-
si ḋot ṡerḃfoġantaiġ.

29. Ar a nadḃarsin anois go
maḋ toil leat tiġ do ṡerḃfoġantaigh
do ḃennuġaḋ, ċor go ma fiḋ go bráṫ
ad laṫair: óir do laḃair tusa é, a Thiġ-
erna Dia, agus reḋ ḃennuġaḋ bioḋ
do ṡerḃfoġantaiġ ḃennuiġ go bráṫ.

---

CAIB. 8.

*1 Croin.18.1. &c. Psal.60.2.



Agus tárla na ḋiaiġ so *
gur buáil Dáibi na Philis-
tinig, agus gur ċlaóidh
iad: agus do ġaḃ Dáibi
Meteg-Ammah as láiṁ na
bhPhilistineaċ.

2. Agus do buáil sé Moab, agus
do ṫomhais iad lé córda, dá ttéil-
gion síos go talaṁ; eadon lé dhá
ċórda do ṫomhais sé, do ṫabhairt báis;
agus le hénċórda iomlán, do ċong-
ṁáil béo: agus do bádar na Moabi-
tiġ na serḃfoġantaiġ ag Dáibi, a-
gus tugadar tioḋlaicṫe léo.

3. Do * buáil Dáibi mar an gcé- *1 Croin.18.3. &c.
na Hadadeser mac Rehob Riġ Só-
bah, mar do ċuáiḋ sé do buáin a ċríċe
amach, ag an tsruṫ Euphráses.

4. Agus do ġen Dáibi míle car-
bad de, agus seaċt ccéd marcaċ, a-
gus fiċe míle coisiġ; agus do ġearr
Dáibi sreiṅreaċa eaċ na ccarbad uile,
aċt do ṡabáil sé díol ċéud carbad
dióḃ.

5. Agus a nuáir ṫangadar Si-
rianaiġ Dhamascus, do ċoṁnuġadh
le Hadadeser Riġ Sóbah, do marbh
Dáibi do na Siriánaċaib dá míle fiċ-
ciot fer.

6. Ansin do ċuir Dáibi gairisiún
a Siria Dhamascus: agus do bádar
na Sirianaiġ na serḃiseaċaib ag Dáibi,
agus tugadar tioḋlaicṫe léo: agus
do ċoiméd an Tiġerna Dáibi an gaċ
uile ball ad téiġeaḋ.

7. Agus do ṫóg Dáibi na sciaṫa
óir do bí ar ṁuintir Hadadeser, a-
gus tug leis go Hierusalem iad.

8. Agus tug Dáibi Riġ ó Bhetah
agus ó Bherotai, caiṫreaċa Hadades-
er, ro iomad práis.

9. A nuair do ċualaiḋ Toi Riġ Ha-
mat gur ċlaóiḋ Dáibi slúaġ Hada-
deser uile,

10. Ann sin do ċuir Toi a mac Ió-
ram ċum Dáibi Riġ, do ċur fáilte
roiṁe, agus dá ḃennuġaḋ, tré mar do
ṫroiḋ sé a naġaiḋ Hadadeser, agus
mar do ċlaóiḋ sé é: (óir do bí cogaḋ
ag Hadadeser re Toi) agus tug Ió-
ram soiġṫiġe airgid, agus soiġṫiġe
óir, agus soiġṫighe práis leis;

11. Noċ do ḃronn Dáibi mar an
gcéona don Tighearna, maille ris a
nairgiod agus ris a nór do ḃronn sé, noċ
do ġen sé do na huile ċiniḋeaċaib do
ċuir sé faói:

12. Do Shiria, agus do Mhóab, agus do ċloinn Ammon, agus do na Philistinib, agus do Amalec, agus dfodáil Hadadeser mic Rehob Righ Sóbah.

13. Agus fuáir Dáibi ainm a nuáir do ḟill sé ó ár na Siriánach a ngleann an tsalainn, ar mbualadh ocht míle déug fear.

14. Agus do ċuir sé gairiosúin an Edom, ar feadh Edom uile do ċuir sé gairiosúin: agus do bhádar muintir Edom na seirbhiseaċaib ag Dáibi; agus do coiméd an Tiġearna Dáibi an gaċ uile ball a ngabaḋ.

15. Agus do bhí Dáibi na Riġ ós cionn Israel go hiomlán, agus do rinne Dáibi breiṫeamhnus agus ceart dá ḋaóinib uile.

16. Agus do bhí Ióab mac Seruiah ós cionn an tslóigh, agus Iehosaphat mac Ahilud na ṡeanċuidh;

17. Agus do bhí Sadoc mac Ahitub, agus Achimelech mac Abiatar, na Sagartaib; agus Seraiah na sgríbneóir.

18. Agus do bhí * Benaiah mac Iehoiada ós cionn na Cheretiteach, agus na bPeletiteach; agus do bhádar mic Dháibi na bpríomhuasaránuib. * 1 Crain. 18, 17.

---

Caib. 9.

Agus a dubhairt Dáibi an bhfuil fós duine béo do ṫigh Shauil, go ttaisbeánuinn cinéul dó ar son Ionatan?

2. Agus do bhí do ṫiġ Shauil searbhḟoġantuiġ dar bhainm Siba: agus a nuair do ġoireadar é ċum Dáibi, a dubhairt an Riġ ris, an tusa Siba? agus a dubhairt Siba, is mé do ṡearbhḟoġantuiġ.

3. Agus a dubhairt an Riġ ris, an mairionn duine fós do ṫiġ Shauil, go bhfoillsigiḋ mé muintearḋus Dé dó? agus a dubhairt Siba ris an Riġ, atá mac fós ag Ionatan, noċ atá bacaċ * iona ċosuib. * Caib. 4: 4.

4. Agus a dubhairt an Riġ ris, cáit a bhfuil sé? agus a dubhairt Siba ris an Riġ, féuċ atá sé a ttiġ Mhachir mic Ammiel, a Lo-debar.

5. Ann sin do ċuir Dáibi Riġ fios air, agus ṫug leis é as tiġ Ammiel ó Lo-debar.

6. Anois a nuáir ṫáinic Mephibóset mac Ionatain mic Sauil mar a raib Dáibi, do ṫuit sé ar a aġaiḋ, agus do rinne sé umla: agus a dubhairt Dáibi, a Mhephibóset: agus do ḟreagair seision, féuċ do ṡearbhḟoġantuiġ.

7. Agus a dubhairt Dáibi ris, ná bioḋ eagla ort: óir go deimhin taisbeánfuiḋ misi cinéul duit ar son hataar Ionatan, agus aiséocа mé duit dúiṫċe Shauil hatar uile, agus iosa tú arán ar mo bhórdsa a ccomhnuiġ.

8. Agus dumhluiġ seision é féin, agus a dubhairt, creud é do ṡearbhḟoġantuiġ as a bhféuċfása ar mo ṡamhuilse do ṁadraḋ ṁarb?

9. Ann sin do ġoir an Riġ Siba searbhḟoġantuiġ Shauil ċuige, agus a dubhairt ris, ṫug mé do ṁac do ṁaiġistir a nuile ní ba lé Saul, agus le na ṫiġ uile.

10. Saoṫroċṫa tusa agus do ṁic ar a nadhbharsin, agus do ṡearbhisiġ an fearann dó, agus do bhéara tú a steaċ an toċar, ċor go mbia beaṫa ag mac do ṁaiġistir re ite: ar iosa Mephibóset mac do Mhaiġistir arán ar mo bhórdsa a ġnáṫ. Anois do bhí ag Siba cúig mic déug, agus fiċċe searbhḟoġantuiġ.

11. Ann sin a dubhairt Siba ris an Riġ, do réir a nuile neiṫe dar fúagair mo ṫiġearna an Riġ dá ṡearbhḟoġantuiġ, marsin do ḋéunas hóglaċ: ar son Mhephibóset, [ar sa an Riġ] iosa sé ar mo bhórdsa, mar áon do ṁacaib an Riġ.

12. Agus do bhí mac óg ag Mephiboset dar bhainm Micha: agus an

méid

méid do ḃí a ttiġ Shiba bá serḃísiġ
do Ṁephibóset iad.
13. Mar sin do ċomhnuiġ Mephi-
bóset a nIerusalem: óir do iṫeaḋ sé
a gcomhnuiḋe ar bórd an Riġ; agus
do ḃí sé bacaċ iona ċosaiḃ.

---

## CAIB. 10.



*1 Croin. 19. 1.

AGus tárla na ḋiaiġ so go
bfuáir Riġ ċloinne * Am-
mon bás, agus gur rio-
ġaiḋ Hanun a mac ann a
áit.
2. Ann sin a duḃairt Dáiḃi, taisbéan-
faiḋ mé muinntearḋus do Hanun mac Na-
has mar do ṫaisbéin a aṫair cineul
ḋamsa. Agus do ċuir Dáiḃi daóine
dá serḃíseaċaiḃ dá ṁeisniuġaḋ ar son
a aṫar. Agus tangadar seirḃísiġ
Ḋháiḃi a steaċ go dúiṫċe ċloinne
Ammon.
3. Agus a duḃradar prionnsaiḋe
ċloinne Ammon ré Hanun a ttiġearna,
an sáoileann tusa go ttugann
Dáiḃi onóir dot aṫair, as a
ccuirfeaḋ sé dáoine dot ṡóláṡu-
ġaḋ? naċ é aḋbar far ċuir Dáiḃi a
ṡeirḃísiġ ċugad, do ṡpionaḋ na cai-
ṫreaċa, agus dá brat, agus dá
sgrios?
4. Ar a naḋbarsin do ġlac Hanun
serḃísiġ Ḋháiḃi, agus do ḃearr
ḋíoḃ leaṫ a bfésóg, agus do ġearr a
néaduiġe iona lár go nuiġe a ṁása,
agus do ċuir ar siuḃal iad.
5. A nuair do innisiodar sin do Ḋhái-
ḃi, do ċuir sé arcis orra, do ḃrí
go raiḃ náire ṁór ar na daoiniḃ;
agus a duḃairt an Riġ riú, fanuiḋ ann
Ierico nó go bfásuiḋ bhur bfésóga, ann-
sin filliḋ.
6. Agus a nuair do ċonncadar clann
Ammon gur bréunadar a laṫair Ḋháiḃi,
do ċuireadar clann Ammon teaċta úaḋa,
agus do ġlacadar ar ṫuarusdal Si-
rianaiġ Bhet-rehob, agus Sirianaiġ
Shóba fiċe míle coisiġ, agus ó Riġ
Maacah míle fear, agus ó Istob dá
ṁíle déug fear.
7. Agus a nuáir do ċúala Dáiḃi
sin, do ċuir sé amach Ioab agus
slúaġ na ndáoine árrasa uile.
8. Agus tangadar clann Ammon
amach, agus do ċuireadar an caṫ a
nórduġaḋ a ndul a steaċ an ġeata:
agus do ḃádar Sirianaiġ Shóba, agus
Rehob, ⁊ Maacah leó féin sa maċaire.
9. A nuáir do ċonnairc Ioab go raiḃ
aġaiḋ an ċaṫa ar roimhe agus na
ḋiaiġ, do ṫoġ sé amaċ roġa fear
Israel, agus do ċuir a naġaiḋ na
Sirianach iad a nórduġaḋ.
10. Agus tug sé an ċuid oile don
tsluaġ a láiṁ Abisai a ḋearbraṫar,
dá ccur a nórduġaḋ a naġaiḋ ċloi-
nne Ammon.
11 Agus a duḃairt sé, má bíḋ na
Sirianaiġ ro láidir ḋamsa, tárrsa ċu-
idiuġaḋ riom; ⁊ má bíḋ clann Ammon ro-
láidir ḋuitsi, ann sin raċadsa ċuidiu-
ġaḋ riot.
12. Bíoḋ meisneaċ maiṫ agad, agus
foillsiġeam sinn féin ar bfearaiḃ, ar
son ar bpobail, agus ar son caiṫre-
ċa ar NDé; agus déanaḋ an Tigear-
na an ní is maiṫ ann a radharc féin.
13. Agus do ḋruid Ioab láiṁ riú, ⁊
na dáoine do ḃí na foċair go nuiġe an *1 C 20.
gcaṫ, a naġaiḋ na Sirianach: agus
do ṫeiṫeadar roimhe.
14. Agus a nuair do ċonncadar
clann Ammon gur ṫeiṫeadar na Sirianaiġ,
ann sin do ṫeiṫeadarsan mar an gcéad-
na roimhe Abisai; agus do ċuadar a
steaċ san ccaṫraiġ: mar sin do ḟill
Ioab ó ċloinn Ammon, agus táinic
sé go Hierusalem.
15. Agus a nuair do ċonncadar na
Sirianaiġ gur búaileaḋ iad féin le Hi-
srael, do ċruinniġeadar iad féin a
ccéann céile.
16. Agus do ċuir Hadarezer teaċta
uaḋa, agus tug amaċ na Sirianaiġ
noċ do ḃí táob ṫall don abhainn: agus
tangadar

tangadar go Helam, agus Sobach
Caiptin slóiġ Hadareser rompa.
17. Agus a nuair do hinnseaḋ sin do
Dháibi do ċruinniġ sé Israel uile a
gcionn a ċéile, agus do ċuáiḋ sé anonn
tar Iordan: agus táinic go Helam;
agus do ċuireadar na Siriannaiġ iad
féin a nordugaḋ a naġaiḋ Dháibi,
agus do ṫroideadar ris.
18. Agus do teiṫeadar na Siria-
nnaiġ roimhe Israel, agus do ṁarḃ
Dáibi lucht seacht cceud carbad do na
Sirianaċaiḃ, agus dá ḟiċċid míle
marcaċ: agus do ḃuáil sé Sóbach
caiptin a ṡlóiġ, noċ fuair bás ann sin.
19. Agus a nuair do ċoncadar na
Riġte uile do bí na seirḃiseaċaiḃ ag
Hadareser gur buaileaḋ iad féin roi-
me Israel, do rinneadar síoṫċain ré
hIsrael, agus do rinneadar seirbhis
dóiḃ: mar sin dob eagal leis na Sirian-
ċaiḃ congnam ar biṫ do ṫaḃairt níos
mó do ċloinn Ammon.

## CAIB. 11.


Gus tárla tar eis na blia-
ḋna do ċaiteaḋ, fa nam a
tteid Riġte amaċ (ċum
caṫa) gur ċuir * Dáibi
* 1 Crein. 20. 1. Ióab, agus a ṡeirḃisiġ, agus Israel
uile amaċ, agus do sgriosadar clann
Ammon, agus do suiḋeadar timċioll
Rabbah: aċ dfan Dáibi ann Ierusalem.
2. Agus tárla a nam ṡin an tratṫ-
nóna, gur éirig Dáibi as a leabaiḋ,
agus go raiḃ ag spaisdeóireaċt an úa-
ċtar tiġe an Riġ: agus ó ṁullaċ an
tiġe do ċonnairc sé bean gá niġe féin,
agus do bí an ḃean roiṡciamaċ re fé-
ċain uirre.
3. Agus do ċuir Dáibi fios, agus
dfiafruiġ a ndiáiġ na mná: agus a
dubairt neaċ (éigin) naċ í so Baṫ-
seba, inġean Elam, bean Uriah an
Hititeaċ?
4. Agus do ċuir Dáibi teaċta uaiḋ,
agus tugaḋ ċuige í, agus táinic sí
a steaċ ċuige, agus do luiḋ sé lé:
(* oir do bí sí ar na glanaḋ ó na * Lebbit. 15.
neamġlaine: agus dfill sí dá tiġ féin. 19. & 18.15.
5. Agus do toirrċeaḋ an bean,
agus do ċuir sí sgéala uáiṫe, agus
dinnis do Dháibi, agus a dubairt,
atáim torraċh.
6. Agus do ċuir Dáibi sgéala uaiḋ
go Ióab, gá ráḋ, cuir ċugam Uriah
an Hititeaċh: agus do ċuir Ióab
Uriah go Dáibi.
7. Agus a nuair táinic Uriah ċuige,
dfiafruiġ Dáibi de, cionnus do bí Ióab, ⁊
cionnus do bí an pobal, ⁊ cionnus do
ċuáiḋ an cogaḋ ar aġaiḋ?
8. Agus a dubairt Dáibi re hU-
riah, imṫiġ síos dot tiġ, ionnlaiġ do
ċosa: agus dimṫiġ Uriah as tiġ an
Riġ, agus do cuireaḋ comroinn biḋ na
ḋiáiġ ón Riġ.
9. Aċh do ċodail Uriah ag do-
rus tiġe an Riġ maraon re seirḃise-
ċaiḃ a tiġearna uile, agus ni ḋeaċaiḋ
sé síos dá tiġ.
10. Agus a nuair dinnsiodar do
Dháibi dá ráḋ, ni ḋeaċaiḋ Uriah síos
dá tiġ, a dubairt Dáibi re hUriah,
naċ ttáinic tú ód aistior? uime
sin créd fa naċ ndeaċaiḋ tú síos dot tiġ?
11. Agus a dubairt Uriah re
Dáibi, atá a Náirc, agus Israel,
agus Iudah a bpáilliúnaiḃ, agus atá
mo ṫiġearna Ióab agus seirḃisiġ
mo ṫiġearna a ccampa ann sna macairiḃ
réiḋe; an raċa misi maseaḋ dom tiġ féin
dite ⁊ dól, ⁊ do luiġe lem ṁnaoi? mar
ṁairios tusa, agus mar is beó hanum,
ni ḋéna misi an ni sin.
12. Agus a dubairt Dáibi re hU-
riah, fan annso a niuġ mar an gcéadna,
agus leigfiḋ mé ort imṫeaċt a máraċ:
mar sin dfan Uriah ann Ierusalem
an lá sin, agus ar na máraċh.
13. Agus a nuáir do ġoir Dáibi é,
duáiġ sé, agus diḃ sé iona ḟiad-
naise, agus do ċuir sé ar meisge

é

é: agus trátnóna do ċuáiḋ amaċ, do luiġ sé a leabaiḋ a bfoċair serbhíseaċ a ṫiġearna, ⁊ ní ḋeaċaiḋ síos dá ṫiġ féin.

14. Agus tárla ar maidin, gur scríobh Dáibhi litir ċum Ioab, agus do ċuir le láimh Uriah í.

15 Agus do scríobh sé ann sa litir ga ráḋ, cuir Uriah a naġaiḋ an ċaṫa as láidre, agus filliḋ féin uaḋ, ċor go mbuáilfiġear, agus go marḃfiġear é.

16. Agus tárla a nuáir do ṁeas Ioab an ċaṫair, gur ċuir sé Uriah ċum na háite ar a raiḃ fios aige daoine gaisgeamhla beiṫ.

17. Agus do ċúadar muinntir na caṫraċ amaċ, agus do ṫroideadar re Ioab, agus do marḃaḋ cuid do ṁuinntir Dháibhi, agus do ṫuit Uriah an Hititeaċ mar an gcéadna.

18. An sin do ċuir Ioab scéula uaḋ, agus d'innis do Dháibhi a ttaoḃ gaċ neiṫe don ċogaḋ.

19. Agus do aiṫin sé don teaċtaire, ga ráḋ, a nuáir ċríoċnocus tú innsin scéul an ċogaiḋ don Ríġ;

20. Agus dá ttegmaḋ go néireoċaḋ fearg an Ríġ, agus go naibéoraḋ sé riot, cred fa ndeaċabhair com-ḟogus sin don ċaṫraiġ a nuáir do ṫroideabhair? naċ raiḃ a ḟios agaiḃ go gcaiṫfidís siḃ don balla?

* Breith. 9. 53.

21. Cia buáil * Abimelech mac Ierubbeseṫ? né naċ ar ċaiṫ bean cuid do ċloiċ muilinn air don balla, ionnus go bfuair sé bás ann Tebes? cred fá ndeaċabhairsi a ngoire an balla? ann sin abairsi, déug do serḃḃoġantaiġ Uriah an Hititeaċ mar an gcéadna.

22. Mar sin d'imṫiġ an teaċtaire, agus d'innis do Dháibhi gaċ éinni ler ċuir Ioab é.

23. Agus a dubhairt an teaċtaire re Dáibhi, go deimin rugadar na daoine buaiḋ orruinn, agus ṫangadar amaċ orruinn san maċaire, agus do bámairne orrṫa san go nuige an geata.

24. Agus do ċaiṫeadar an lucht láimhaiġ do serḃísiġ don balla, agus do marḃaḋ cuid do ṁuinntir an Ríġ, agus déug hóglaċ Uriah an Hititeaċ mar an gcéadna.

25. Ann sin a dubhairt Dáibhi ris an tteaċtaire, mar so déarna tú re Ioab, ná cuireaḋ an ní si ort: óir marḃaiḋ an cloiḋeamh duine mar duine oile: déana do ċaṫ níos láidre a naġaiḋ na caṫraċ, agus mill í; agus cuirse misneaċ ann.

26. Agus mar do ċúalaiḋ bean Uriah gur éug Uriah a fear, do ċaóin sí ar son a fir.

27. Agus a nuair do sgaoil am-sir a cuma, do ċuir Dáibhi fios uirre ċum a ṫiġe, agus do bí na mnaói aige, agus rug sí mac dó; ach do ṁíoṫaitin an ní do rinne Dáibhi ris an tTiġearna.

CAIB 12.

Agus do ċuir an Tiġearna Nátan ċum Dáibhi, agus ṫáinic sé ċuige, agus a dubhairt ris: do bádar diás fear a naonċaṫraiġ; fear aca saiḋbhir, agus an fear oile boċt.

2. Do bí mórán tréud, agus ealbhann ag an duine saiḋbhir.

3. Acht ag an duine boċt ní raibh ach amháin aonuan beag bainionn, noċ do ċeannaiġ sé, agus do beaṫaiġ sé: agus d'fás sé súas maráon ris féin, agus re na ċloinn: do iṫeaḋ sé dá biaḋ, agus do ibioḋ sé as a ċupán féin, agus do luiġeaḋ sé iona ḃrollach, agus do bí aige mar inġin.

4. Agus ṫáinic fear sliġeḋ ċum an duine saiḋbhir, ⁊ do ċoigil sé buáin re na ṫréud féin, nó re na ealba féin, do ḋeasuġaḋ neiṫe don noiḋe, noch ṫáinic ċuige: acht do ġab sé uan an duine boiċt, agus do ḋeasaiġ é don duine ṫáinic ċuige.

5. Agus do las fearg Dháibhi go mór

mór a naghaidh an duine, agus a dubhairt
re Nátan; mar mhairios an Ti-
ghearna, an té do rinne sin do thuill
sé bás.
* Exod. 22. 1. 6. Agus caithfidh sé ceithre *
huáin do thabhairt san nuan, do chionn
go ndéarna sé an ní so, agus do
brígh nach raibh trócaire ann.
7. Agus a dubhairt Nátan re Dhái-
bhi, is tusa an duine; is mar so *
* 1 Sam. 16. 13. deir an Tighearna Dia Israel, do
ungadh misi thú ad Righ ós cionn
Israel, agus do sáor mé thú as láimh
Shaul:
8. Agus thug mé tigh do mhaighistir
duit, agus mná do mhaighistir ann
hucht, agus thug mé tigh Israel
agus Iúdah duit; agus dá mbudh
beag [ les ] sin, do bhéarainn duit ós
a chionn sin a leithéid agus a leithéid
oile so do neithibh.
9, Creud fár thárcuisnigh tú aithne
an Tighearna do dhéanamh uilc dá lathair?
do mharbh tú Uriah an Hititeach leis
an cclaidheamh, agus thug tú a bhean
dá beith na mnáoi agad féin, agus
do mharbh tú é le claidheamh chloinne Am-
mon.
10. Anois ar nadhbharsin, ni dhealeochaidh
an claidheamh re do thigh choidhce, do chionn
mar do thárcuisnigh tú misi, 7 go ttug
tú bean Uriah an Hititigh dá beith na
mnáoi duit féin.
11. Is marso a deir an Tighearna,
féch tóigfe misi olc suas ad aghaidh,
Deut. 28. 30. amach as do thigh féin: agus beanfa mé
do * mhná diot as coinne do shúl, agus
* Caib. 16. 22. do bhéara mé dot chomharsain iad, agus
luighfidh sé leo mnáibh a radharc na
gréine si.
12. Oir do rinne tusa a bfolach é,
as do dhéana misi an ni si as coinne
Israel uile, agus as coinne na
gréine.
13. Agus a dubhairt Dáibhi ré Ná-
Ecclus. 47. 11. tan, * do pheacaidh mé a naghaidh an
Tighearna: agus a dubhairt Nátan ré
Dáibhi, do chuir an Tighearna mar an
gcéadna do pheacadhsa ar gcúl: ni
bhfuighe tú bás.

14. Gidheadh do chionn go ttug tú
leis an ngníomhso cúis mhór dá náimhdibh an
Tighearna do sgannlughadh: an leanamh fós
do rugadh duit do gheba ré bás go dei-
mhin.
15. Agus dimthigh Nátan dá thigh,
agus do bhuail an Tighearna an leanamh,
noch rug bean Uriah do Dháibhi, agus
do bhí sé ro thinn.
16. Uime sin do ghuidh Dáibhi Dia fá
an leanamh, agus do throisg Dáibhi,
agus do chuaidh a stech, agus do
luidh feadh na hoidhche ar talamh.
17. Agus déirghedar sinsir a
thighe, agus do chuadar mar a raibh
sé, dá thógbháil suas don talamh: ach
níor báill leis, agus ni dhuaigh sé
arán leó:
18. Agus tárla an seachtmhadh lá,
go bhfuair an leanamh bás, agus do
bhí egla ar mhuintir Dháibhi a innsin
dó go bhfuair an leanamh bás: óir a
dubhradar, féuch an fad do bhí an le-
namh fós beó, do labhramar ris,
agus níor éist sé ar nguth: ga méid
marsin chráidhfes sé é féin, má
innseomaoid dó go bhfuair an leanamh bás?
19. As a nuair do chonnairc Dáibhi a
sheirbhisigh ag cogarnach, do aithin
Dáibhi go bhfuair an leanamh bás:
uime sin a dubhairt Dáibhi, re na seirbhi-
seachaibh, an bhfuair an leanamh bás? agus a
dubhradarsan, fuair sé bás.
20. Ann sin déirigh Dáibhi don talamh, 7
dionnail sé, agus do chuir ola air féin,
agus do athruigh a éadach, agus
táinic go tigh an Tighearna, agus do
adhair: ann sin táinic sé dá thigh féin,
agus a nuair do iarr, do chuireadar
arán ann a fiadhnuise, agus dhuaigh
sé é.
21. Ann sin a dubhradar a sherbhi-
sigh ris, creud an ni so do rinne tú?
do throisg tú, agus do ghuil tú ar
son an leinibh an feadh do bhí sé
beó; as a nuair déug an leanamh,
déirigh tú, agus duáigh tú arán.
22. Agus a dubhairt seision, an feadh
do bhí an leanamh fós beó, do throisg
mé, agus do ghuil mé; óir a dubhairt


mé

mé, cia agá bḟuil a fios, nach biaḋ Dia ġrásamhuil riom, go mad toil leis an leanaṁ do ṁarṫain?

23. Aċt a nois ó fuair sé bás créd fá ttroisginn? an bféadaim a ṫabhairt air ais a ris? raċaid misi go nuige eision: aċt ni fillfe seision ċugamsa.

24. Agus do bi Dáibi ag dénam solais dá mnaoi Bat-seba: agus do ċuáid sé a steaċ mar a raib si, a-
*Math. 1.6. gus do luiġ léi: agus * rug si mac
1 Croin. 22.9. dó, agus tug sé Solam dainm air, agus dob ionmhuin leis an ttiġearna é;

25. Agus do ċuir sé le láim Nátan an fáid: agus do ġoir sé Ieddidiah dainm de, ar son an Tiġearna.

26. Agus do ṫroid Ioab a naġaid Rabbah caṫraċ ċloinne Ammon, agus do ġab sé an ċaṫair ríoġa.

27. Agus do ċuir Ioab teaċta ċum Dáibi, agus a dubhairt, do ṫroid mé a naġaid Rabbah, agus do ġab mé caṫair na nuisgeaḋ.

28. Anois air a nadbharsin cruinniġ an ċuid oile don pobal a gcionn a ċéile; agus suiġ re haġaid na caṫraċ, agus bean amaċ í: deagla go mbeanfuinnsi amaċ an ċaṫair; agus go ngoirfiḋe asam í.

29. Agus do ċruinniġ Dáibi an pobal uile a gcionn a ċéile, agus do ċuáid sé go Rabbah: agus do ṫroid na haġaid: agus do ġab sé í.

*1 Croin. 20.2. 30. * Agus do bean sé coróin a Riġ dá ċeann, (bá hé a ċomṫrom tallann óir, maille ris na cloċaib búada) agus do cuireaḋ ar ċeann Dháibi í: agus tug sé leis amaċ sóail na caṫraċ, a niomarcuiḋ móir.

31. Agus tug sé amaċ na daóine do bi san ccaṫraigh sin, agus do ċuir sé iad fá ṫruiosguib, agus fa braċaoib iairn, agus fa ṫuaġaib iairn; agus tug orra dul a sórn áiṫe na mbriceaḋ, agus mar so do rinne sé ré caṫraċaib cloinne Ammon uile. Mar sin dfill Dáibi, agus an pobal uile go Hierusalem.

## Cab. 13.

Agus tárla na diáigh so, go raib ag Absolon mac Dáibi deirbhsiur sgiamach, dar bainm Támar; ⁊ do bi grád ag Amnon mac Dáibi uirre.

2. Agus do bi Amnon commór sin ar na ċrád, gur ghab tinnios é fa na deirbhsiáir Támar: óir do bi sisi na maiġdin, agus do smuain Amnon gur deacair dó féin éinni dénamh ria.

3. Ach do bi caraid ag Amnon dar bainm Ionadab mac Simeh, dearbraṫar Dháibi: agus ba duine ro ġlic Ionadab.

4. Agus a dubhairt sé ris, créd fá bfuil tú tanuġad mar sin ó lá go lá, agus tú ad mac ag an Riġ? nach inneosa tú damsa é? agus a dubhairt Amnon ris, atá grád agum ar Thámar, deirbhsiur mo dearbraṫar Absolon.

5. Agus a dubhairt Ionadab ris, luiġ síos ar do leabaidh, léig ort féin beiṫ tinn; agus a nuáir tiocfas haṫair dot féguin, abair ris, guidhim tú tigeaḋ mo deirbhsiur Támar, agus tugaḋ sí biaḋ dam, agus deasuiġeaḋ sí an biaḋ am radarc féin, con go bfaicinn, agus go niṫinn é as a láim.

6. Mar sin do luiġ Amnon síos, agus do léig sé air féin a beiṫ tinn: agus a nuáir táinic an Riġ dá féguin, a dubhairt Amnon ris an Riġ, guidhim tú, tigeaḋ Támar mo deirbhsiur, agus dénaḋ sí cúpla bairgin dam am radarc féin, go niṫinn ní as a láim.

7. Ann sin do ċuir Dáibi fios don baile go Támar, dá rád, éirig anois go tiġ do dearbraṫar Amnon, agus deasuiġ biaḋ dó.

8. Mar sin do ċuáid Támar go tiġ a dearbraṫar Amnon, agus eisi-

on

on na luiḋe sios, agus do ġlac sí
plúr, agus ḋfuin sí é, agus do rinne
bairgena aṁ a radharc, agus do ḃruiṫh
sí na bairġena.
9. Agus do ġlac sí oiġen, agus
do ḋóirt aṁ iad iona ḟiaḋnuisi;
acht do ḋiult seision iṫe. Agus a
duḃairt Amnon, cuir amaċ cách uile
uáim: agus do ċuadar amaċ gach
éinneċh uaḋ.
10. Agus a duḃairt Amnon ré Tá-
mar, tabair an biaḋ a sdeċ don tséom-
ra, cor go niṫinn as do láim ḋe. A-
gus do ġlac Támar na bairġena do
rinne sí, agus do rug don tséomra
iad ċum Amnon a derbraṫar.
11. Agus a nuáir tug sí ċuige
iad ré iṫe, rug seision greim uirre,
agus a duḃairt sé, luiḋ liom a ḋeirḃ-
siur.
12. Agus do ḟreagair sisi é, ni
heḋ a ḋerbraṫair, ná héignig mé: óir
ni cóir a leiṫéid sin do ḋénam a
Nisrael; ná dénasa an leimesin.
13. Agus misi, cáit a ccuirfinn
mo ṁioċlu? agus ar do sonsa biáiḋ
tú mar ċón do na hamadánaiḃ a Nis-
rael; anois guiḋim tú labair ris an
Ríġ, óir ni ċuinneoċuiḋ sé misi uáit.
14. Acht ċena ni éistfeḋ seision
re na glór, as ar mbeiṫ níos láidre
ná isi, ḋéignig sé í, agus do luiḋ aice.
15. Aṅ sin do ḟuaṫaig Amnon í
go hiomarcaċ, ionus gur mó an ḟuaṫ
ler ḟuaṫuig sé í, ná an grad ler grá-
ḋuiġe í: ⁊ a duḃairt Amnon ria, éirig bi
ag imṫeċt.
16. Agus a duḃairt sisi ris, ni
bfuil cuis ċuigesin; is mó an tolcsa aṅ
mo ċur ar siubal, ná an tolc oile do
rinne tú orum: as ni éistfeḋ seision
ria.
17. Aṅ sin do ġoir sé a óglach
do nioḋ minisdrelaċt ḋó, agus a du-
ḃairt sé ris, cuir anois an ḃeansa a-
maċ uáim, agus druid an doras na
ḋiaiġ.
18. Agus do bi aicesi culaiḋh
ioldaṫaċ uirre: óir is lé na leiṫéidsin
do róbuiḃ do biḋis ingena an Ríġ do
bioḋ na maiġdena ḋoiġṫe: aṅ sin
ṫug a óglaċ amaċ í, agus do ḋruid
an doras na ḋiaiġ.
19. Agus do ċuir Támar luáiṫ-
reḋ ar a ceann, agus do reub sí a héadaċ
ioldaṫaċ do bi uirre, agus do leag
sí a lám ar a ceann, agus dimṫig
riompe ag gárṫa.
20. Agus a duḃairt Absolon a
derbraṫair ria, an raib Amnon do ḋer-
braṫair agaḋ? as anois bi aḋ ṫost a
ḋeirḃsiur: sé do ḋerbraṫair é, ná cuir
ḃeann ar an ni si. Mar sin do ċomnuiḋ
Támar go dubach a ttiġ a derbraṫar
Absolon.
21. As a nuáir do ċualaiḋ Dáibi
Ríġ na neiṫesin uile, do bi sé ro
ḟeargaċ.
22. Agus níor labair Absolon re
na ḋerbraṫair Amnon go maiṫ nó go
holc: óir do ḟuaṫaig Absolon a ḋer-
braṫair Amnon, do bríġ gur éignig sé
a ḋeirḃsiur Támar.
23. Agus tárla a ccionn dá bliaḋ-
an iomlán go raib bearrṫóiriġ cáo-
rach ag Absolon a Mbaal-hasor, noċ
atá láim re Ephraim; ⁊ tug Absolon
cuireḋ do ċloinn an Ríġ uile.
24. Agus táinic Absolon ċum an
Ríġ, agus a duḃairt, féuc anois atáid
bearrṫóiriġ cáorach ag do searḃḟo-
ġantuiġ; tigeḋ an Ríġ, guiḋim tú,
agus a seirḃísiġ leḋ searḃḟoġantuiġ.
25. Agus a duḃairt an Ríġ ré
Habsolon, ni heḋ a mic ná tiaġam
uile anois aṅ, deagla go mbémis cos-
tusaċ ort. Agus do ċuir sé diċcioll
air, acht níor áill leis imṫeaċt, ach
do beannuiġ sé é.
26. Aṅ sin a duḃairt Absolon,
muna ttí tú féin, guiḋim tú, léig mo
ḋerbraṫair Amnon leaṫ linn. Agus a
duḃairt an Ríġ, cred fá raċaḋ sei-
sion leaṫ?
27. As do ċuir Absolon diċcioll
air, gur léig sé Damnon agus do
macaib an Ríġ uile dul leis.
28. Anois do aiṫin Absolon da
searḃḟoġantaiġib, ga rád, comarṫuiġ
anois a nuáir bias croiḋe Amnon su-
gaċ ó ḟion, agus a nuáir a déara

misi ribh, buailigh Amnon, ann sin marbhuigh é; ná bíodh eagla oruibh, nach ar aithin misi dhíbh é? bighi cusata, agus bighi beódha.

29. Agus do rinnedar searbhfoghantuighe Absolon re Hamnon mar do aithin Absolon; ann sin do éirgheadar mic an Righ uile, agus do chuaidh gach aon aca suas ar a mhuile, agus do theitheadar.

30. Agus tarla an feadh do bhádar ar a slighe, go ttáinic scéula chum Dháibhi, gá rádh, do mharbh Absolon clann an Righ uile, agus níor fágbhadh aon díobh beó.

31. Ann sin d'éirigh an Righ, agus do reub a édach, agus do luidh ar an ttalumh, agus do bhí a mhuintir uile na seasamh aige, agus a néadaighe briste.

32. Agus a dubhairt Ionadab mac Simeáh dearbhrathar Dháibhi, ná saoileadh mo thighearna gur marbhadh na hógánaigh mic an Righ uile; óir Amnon amháin do marbhadh; óir do tionnscnadh so do réir thol a Absolon, ón ló far éignigh sé a dearbhshiúr Támar.

33. Anois ar an adhbharsin ná gabhadh mo thighearna an Righ an ní chuige ann a chroidhe, dá bhreathnughadh gur marbhadh mic an Righ uile; óir Amnon amháin do marbhadh.

34. Ach do theith Absolon: agus do thóg an tógánach do bhí ag coimheud na faire, a shuile suas, agus d'amharc sé, agus feuch thangadar mórán daoine ann sa slighe ré taoibh an chnoic taobh shiar de.

35. Agus a dubhairt Ionadab ris an Righ, feuch atáid mic an Righ ag teacht: mar a dubhairt do sheirbhfoghantuigh, is amhluidh atá sé.

36. Agus tarla mar is luaithe gur chríochnuigh seision a bhriathra go ttangadar clann an Righ, agus gur thógbhadar a ngúth ós áird, agus gur ghuileadar: agus do ghuil an Righ mar an gcéadna, agus a mhuintir uile go gér.

37. Ach do theith Absolon, agus do chuaidh sé go Talmai mac Ammihud Righ Gesur: agus do níodh Dáibhi dobrón ar son a mhic gach énlá.

38. Mar sin do theith Absolon, agus do chuaidh go Gesur, agus do bhí ann sin trí bliadhna.

39. Agus do bhí rofhonn ar Dháibhi dul amach go Habsolon: óir do mheasnigheadh é a ttaobh Amnon, ó fuair sé bás.

---

## CAIB. 14.



ANois do mhothuigh Ióab mac Seruiah go raibh croidhe an Righ le Habsolon.

2. Agus do chuir Ióab fios go Tecoah, agus thug as sin bean chríonna, agus a dubhairt ria, guidhim thú, léig ort féin beith ad chumach, agus cuir ort anois édach cumha, agus ná cumail ola díot féin, ach bí mar mhnaoi atá ré fada a gcumhaidh ar son an mhairbh:

3. Agus tarr chum an Righ, agus abair mar so ris; mar sin do chuir Ióab na briathra ann a bhéul.

4. Agus a nuair do labhair an bhean do Thecoah ris an Righ, do thuit sí ar a haghaidh chum na talman, agus do rinne umhla; agus a dubhairt sí, tárrthuigh, a Righ.

5. Agus a dubhairt an Righ ria, cred dimthigh ort? agus do fhreagair sisi, go deimhin is baintreabhach mé, agus do chuaidh m'fhear déug.

6. Agus do bhí dias mac ag do bhanóglaich, agus do throideadar aráon re céile ann sa machaire, ach ní raibh éinneach do dhénamh eadarsgáin, agus do bhuail fear aca an fear oile, agus do mharbh sé é.

7. Agus feuch d'éirigh muintir an tighe uile a nagaidh do bhanóglaich, agus a dubhradar, seachuid an té do mharbh a dearbhrathair, go marbham é ar son báis a dearbhrathar, noch do mharbh sé, agus muirfimne an toighre mar an gcéadna: agus mar sin

múchfuidh

duine comhsgiamhach ré hAbsolon: ó
bhonn a choise go mullach a chinn ní raibh
toibhéim ar bith ann.
26. Agus a nuair do bhearradh sé
a cheann (óir is a gcionn gacha bliadhna
do bhearradh sé é, do bhrígh go raibh
sé trom air, uimesin do bhearradh
sé é,) do chomhtromadh sé gruag
a chinn le dá chéud Secel doréir cóm-
thruim an Righ.
27. Agus rugadh do Absolon
triúr mac, agus éan inghean dar
bainm Támar: budh bean ró dheaghmhai-
seach í.
28. Marsin dó bhí Absolon dá
bliadhain iomlán an Ierusalem na
chomhnuidhe, agus ní facaidh sé gnúis
an Righ.
29. Ar a nadhbharsin do chuir Ab-
solon fios ar Ióab, dá chur chum an
Righ, acht níor bháill leis teacht chuige;
agus an tan do chuir an dara huair,
níor bháill leis teacht.
30. Uime sin a dubhairt sé ré na
na seirbhfoghantuibh, féuchaidh, atá
machaire Ióab láimh rem mhachaire-si, agus
atá eórna aige ann sin; éirghidhe, agus
cuiridh teine innte: agus do chuadar
seirbhfoghantuidhe Absolon, agus do
chuireadar an machaire tre theine.
31. Ann sin d'éirigh Ióab, agus
tháinic sé go hAbsolon dá thigh, a-
gus a dubhairt sé ris, creud far chui-
readar do sheirbhfoghantuidhe mfearann
tre theine?
32. Agus do fhreagair Absolon
Ióab, féuch, do chuir misi fios ort dá
rádh, tárr annso go gcuirinn mé chum
an Righ thú, dá rádh, creud fá ttáinic
mé ó Ghesur: do b'fearr dhamh gurob
ann sin do bheinn fós: anois uime a nadh-
bharsin faicim gnúis an Righ, agus
ma tá coir ar bith orum marbhadh sé
mé.
33. Ann sin tháinic Ióab chum an
Righ, agus d'innis sé sin dó: agus an
tan do ghoir sé ar Absolon, tháinic
sé chum an Righ, agus do léig sé é
féin sios ar a aghaidh go talamh as coinne
an Righ, agus do phóg an Righ Abso-
lon.

## CAIB. 15.

Agus tárla na dhiaigh so gur
ghléus Absolon carbuid dó
féin agus eich, agus cáo-
gad fear do rioth roimhe.
2. Agus d'éirgheadh Absolon suas
go moch, agus do sheasadh láimh ré slighe
an gheata: agus is amhlaidh bhí, gach
duine agá mbiodh adhbhar imreasuin, a nuair
do thigeadh chum an Righ d'fhaghail brei-
theamhnuis, ann sin do ghoireadh Absolon
air, agus a deireadh sé, cia an chathair
dar dhi thusa? agus a deireadh sei-
sion, is do threabhuibh Israel do shear-
bhíseach.
3. Agus deireadh Absolon ris,
féuch atáid do chúisiona go maith ceart,
acht ní bhfuil duine ar na órdughadh
dá bhur néisdeacht.
4. Deireadh Absolon thairis sin, och
nach dearnadh breitheamh dhiomsa annsa tír,
chor go bhfédfadh gach duine agá mbiadh
cúis nó adhbhar, teacht chugam, do dhéanainn
ceart dó.
5. Agus is amhlaidh do bhiodh a nuair
do thigeadh duine na ghoire do dhéanamh
umhla dhó, go gcuireadh a lámh amach, a-
gus go mbeireadh air, agus go ttu-
gadh póg dhó.
6. Agus ar an modhso do níodh
Absolon ré hIsrael uile, noch thigeadh
chum an Righ d'fhaghail breitheamhnuis:
mar sin do ghoid Absolon croidhthe
fear Israel.
7. Agus tárla a ndiaigh dá fhich-
ead bliadhan, go ndubhairt Absolon ris
an Righ, guidhim thú, tabhair dhamh cead dul
do dhíol mo mhóide thug mé don Tigh-
earna, ann Hebron.
8. Oir thug do sheirbhfoghantuigh
móid a nuair do bhí mé am chomhnuidh
a nGesur a Siria, gha rádh, ma
bheirionn an Tighearna mé go deimhin
a ris go hIerusalem, ann sin do dhéana
mé seirbhis don Tighearna.

9. Agus a dubhairt an Righ ris,
imṫigh a ṡioṫċáin: ann sin déirigh sé,
agus do ċuáidh sé go Hébron.
10. Ach do ċuir Absolon luchd
braṫa ar feadh ṫreabh Israel uile, dá
rádh, ar ball a ccluinfidhe fuáim an
stuic, ann sin abraidh, atá Absolon
na Righ ann Hébron.
11. Agus do ċúadar dá ċéud fear
le Habsolon as Ierusalem, ⁊ ar
ngoireadh, agus dimṫigheadar ann a simp-
lidheacht, agus ni raibh fios éinneiṫe a-
ca.
12. Agus do ċuir Absolon fios
ar Achitophel an Giloniteach, comhairleach
Dháibi óna ċaṫruigh féin, ó Ghiloh,
ann feadh do bí ag dénamh iodhbarṫa:
agus do bí an ċealg láidir, óir do
bí an pobal ag méadughadh a ccomhnuigh
ag Absolon.
13. Agus ṫáinic teachtaire ċum Dáibi,
ġa rádh, atáid croidhṫe fear Israel
le Habsolon.
14. Agus a dubhairt Dáibi ré na
ṡearbhḟoġantuibh uile do bí na ḟoċair
ann Ierusalem, éirgidhe, agus teiṫiom,
nó ni raċam as ar ṡeaċnor ó Absolon:
déanuidh deiṫfir re himṫeacht, deagla go
mbéaradh sé oruinn go hobann, agus go
millfidh an ċaṫair lé fáobar an ċloi-
ḋim.
15. Agus a dubradar muintir an
Riġ ris an Riġ, ag so do ṡearbhisiġ
ċum gaċ uile ni déanas mo ṫigearna an
Riġ.
16. Agus do ċuáidh an Riġ amaċ,
agus muintir a ṫiġe uile na ḋiáiġ:
agus d'fág an Riġ deiċneamar ban
fá leannáin dó féin do ċoiméad an tiġe.
17. Agus do ċuáidh an Riġ amaċ,
agus các uile na ḋiáiġ, agus d'fan
a náit do bí a bfad as sin.
18. Agus do ġabadar a ṡeirbhisiġ
uile ṫairis láimh ris, agus na Cheri-
ṫitiġ uile, agus na Peletitiġ uile,
agus na Gititiġ uile, sé ċéud fear
ṫáinic na ḋiáiġ ó Ghát, do ġluáisio-
dar rompa roimhe an Riġ.
19. Ann sin a dubhairt an Riġ ré
Ittai an Gititeach; cred fá a bfuil tu-
sa ag teacht linne mar an gcéadna; fill
dot áit féin, agus fan a bfoċair an
Riġ: óir is coiṁiṫeach, agus is duine
diobarṫa fós ṫú.
20. An tan naċ ttáinic tú acht
a né, an ttiubhruinnsi ort a niugh
gluasacht linn sios súas? ó táimsi ag
dul mar a bfédaim, fillse ar hais, a-
gus beir do ḋearbhráiṫre ar a nais:
go raibh trócaire, agus firinne maille
leat.
21. Agus do ḟreagair Ittai an Riġ,
agus a dubhairt, mar ṁairios an Tig-
earna, agus mar ṁairios mo ṫiġearna
an Riġ, giḋ bé áit a mbia mo ṫiġ-
earna an Riġ, más a mbás nó a mbea-
ṫuiġ: is ann bias do ṡearbhfoġantuiġ
mar an gcéadna.
22. Agus a dubhairt Dáibi ré Ittai,
imṫiġ agus éiriġ ṫairis anonn: agus
do ċuáidh Ittai an Gititeach ṫairis anonn,
agus a ṁuintir uile, agus a ḋaóine
beaga uile, do bí na ḟoċair.
23. Agus do ġuil an tír uile do
ġuth árd, agus do ċúadar an pobal
uile ṫairis anonn: agus do ċuáidh an Riġ
féin ṫar a nabhuinn Cedron, agus do
ċúadar các uile ṫairis a nonn leaṫ ré
sliġe an ḟásuiġ.
24. Agus féċ do bí Sádoc fós
agus na Lebitiġ uile na ḟoċair, ag iom-
ċar Airce ċunarta Dé, agus do léig-
eadar Airc Dé ar lár: agus do ċuáidh
Abiatar súas, nó go ttáinic lé các
uile dul amaċ as an gcaṫruiġ.
25. Agus a dubhairt an Riġ re Sá-
doc, beir ar a hais Airc Dé don ċa-
ṫruiġ; má ġeibimsi grása a radharc
an Tiġearna, do béara sé leis a rís
mé, agus taisbéanfuidh sé dam í, a-
gus a áit ċomhnuiġ.
26. Ach má deir sé mar so, ni
bfuil dúil ar biṫ agum ionnad, féuċ a-
táimsi annso, déanadh sé liom mar is
áill leis féin.
27. A dubhairt an Riġ mar an gcéado-
na re Sádoc an sagart: * naċ fear * 1 Sam. 9.9.
fise ṫusa? fill don ċaṫruiġ a sioṫ-
ċáin, agus do ḋias mac ad ḟoċair,
Ahimaas do ṁac féin, ⁊ Ionatan mac
Abiatar. 28. Féuċ,

28. Féuċ, fanfa misi a réiġtiḃ an ḟásaiġ, nó go mbeirṫear sgéula deiriḃ ṫa uaitsi orum.

29. Ruġ Sádoc air a naḋbersin, agus Abiatar áirc Dé a ris go Hierusalem, agus dfanadar ann sin.

30. Agus do ċuaiḋ Dáiḃi suas le hárd ṡléiḃe na nolaḋ, agus do ġuil sé ag dul suas, agus do ḃi a ċeann a bfolaċ, agus é ag imṫeaċt cosnoċt: agus a nuile duine dá raiḃ na ḟoċair, dfolaiġ gaċ áon aca a ċeann, agus do ċuadar suas, ag gul ag dul suas dóiḃ.

31. Agus dinnis duine do Ḋháiḃi dá ráḋ, atá Achitophel a measg na ndroiċtionsgantaċ a bfoċair Absolon: agus a duḃairt Dáiḃi, ó a Ṫiġearna, guiḋim ṫú, iompóiġ comairle Achitophel a namadánaċt.

32. Agus tárla a nuair ṫáinic Dáiḃi a mullaċ an tsléiḃe mar a ndearna sé adhra do Ḋhia, féuċ ṫáinic Chúsai an Tarchiteaċ na ċoinne re na ċóta briste, agus cré air a ċeann:

33. Le a nduḃairt Dáiḃi, má ġluaiseann tú liomsa, ann sin bu hualach dam ṫú.

34. Acht má filleann tú don ċaṫraiġ, agus a ráḋ re Habsolon, biaiḋ mé am sheirḃfoġantaiġ agadsa a Ríġ; mar do ḃi mé am sheirḃfoġantaiġ ag haṫair go ttí so, mar sin biaḋ mé mar an gcéadna am sheirḃfoġantaiġ agadsa: ann sin féadfaiḋ ṫú comairle Achitophel do ċur air neimni air mo sonsa.

35. Agus naċ bfuil ann sin Sadoc ad ḟoċair agus Abiatar na Sagairt? uime sin, go maḋ hamlaiḋ biaḋ, gaċ uile ni dá gcluinfe ṫú amaċ as tiġ an Ríġ, ineosa ṫú é do Sháḋoc, agus do Abiatar na Sagairt.

36. Féuch atá na bfoċair ann sin a ndias mac Ahimaas mac Sadoc, agus Ionatan mac Abiatar: agus leó sin ċuirfe siḃ ċugamsa gaċ éinni dá gcluinfe siḃ.

37. Mar sin ṫáinic Chusai caraid Ḋháiḃi don ċaṫraiġ, agus ṫáinic Absolon go Hierusalem.

---

CAIB. 16.

Agus a nuair do ċuaiḋ Dáiḃi beagán tar an mullaċ, féuċ, tárla Siba óglaċ Mhephibóset dó, maille re cúpla asal ugánta, agus a raḃadar dá chéd bairgin arán, agus céd ceanglachán risin, agus céud uball, agus buideal fiona.

2. Agus a duḃairt an Ríġ re Siba, créd chialluiġeas tú leó so? agus a duḃairt Siba, atáid na hasail re haġaiḋ muintire tiġe an Ríġ dá marcuiġeaċt, agus an tarán, agus na húballa do na daoiniḃ óga re ite, agus an fion re a ól do na daoiniḃ biaḋ lag annsa bfásach.

3. Agus a duḃairt an Ríġ, ach cáit a bfuil mac do ṁaiġistir? agus a duḃairt Siba ris an Ríġ, féuch atá sé an Ierusalem: óir a duḃairt sé, a niuġ aiseoguis tiġ Israel damsa rioġaċt maṫar.

4. Ann sin a duḃairt an Ríġ re Siba, féuċ is leatsa a bfuil ag Mhephibóset. Agus a duḃairt Siba, iarruim go humal ort, go bfaġa mé grása ad raḋarc, mo ṫiġearna a Ríġ.

5. Agus a nuair ṫáinic Dáiḃi Ríġ go Bahurim, féuċ ṫáinic as sin amaċ óglaċ do ṁuintir tiġe Shaúl, dar bainm Simei mac Gera: ṫáinic sé amaċ, agus é ag mallúġaḋ do ġnáṫ ag teaċt.

6. Agus do ċaiṫ sé cloċa re Dáiḃi agus re muintir Ḋháiḃi uile: agus do ḃi an pobal uile agus na daoine neartmara uile dá láim deis, agus dá láim clé.

7. Agus mar so a duḃairt Simei, a nuair do mallaiġ sé, tárr amaċ, tárr amach

amach a dhuine fhuilteach, agus a dhuine
do Bhelial.
8. Dfill an Tighearna ort fuil ti-
ghe Shaúil uile, ann a áit a raibh tusa
ad Righ, agus tug an Tighearna an
rioghachd a láimh do mhic Absolon;
agus féuch, rugadh ortsa ann hur-
cóid, do bhrígh gur duine fuilteach
tú.
9. Ann sin a dubhairt Abisai mac
Seruiah ris an Righ, creud fá mallu-
ghionn an * madradh marbh so mo thigh-
earna an Righ? guidhim thú, léig dam dul
anonn, agus a cheann do bhuain de.

* 1 Sam. 24. 14. Caib. 9. 8.

10. Agus a dubhairt an Righ, creud
é damsa ⁊ daoibhsi, a chlann Sheruiah?
marsin léigthear dó mallughadh, do bhrígh
go ndubhairt an Tighearna ris, mallaigh
Dáibhi, cia dhéanas ann sin, creud fá ndearn-
na tú marso?
11. Agus a dubhairt Dáibhi re A-
bisai, agus re na mhuintir uile, féu-
chaidh atá mo mhac féin noch táinic a-
mach as mo inighibh ag iarraidh mo báis,
cá méid ós a chionnsin dhéanas an Benia-
miteach úd? léigidh dó, ná bacaidh de
mallughadh: óir isé an Tighearna a
dubhairt ris é.
12. Do bféidir go bféuchfadh an
Tighearna ar méigionsa, agus go
ccúiteochadh Dia maith riom ar son a
mhallughthesion a niugh.
13. Agus mar do bhí Dáibhi, agus
a mhuintir ag imtheacht san tslighe, do
chuaidh Simei ar fad an taobh na ccnoc
thall ar aghaidh, agus é ag mallughadh
mar a ngabhadh, agus ag caitheamh cloch
agus criadh.
14. Agus do bhí an Righ, agus
a raibh na fhochair uile cortha, agus
do léigeadar a sgith ann sin.
15. Agus táinic Absolon, agus
an pobal uile, fir Israel, go Hieru-
salem, agus Achitophel na fhochair:
16. Agus tárla a nuáir táinic
Chusai an Tarchiteach cara Dháibhi chum
Absoloim, go ndubhairt Chusai re Ab-
solon, go mairigh an Righ, go mairigh
an Righ.
17. Agus a dubhairt Absolon re
Chusai, a néadh do chinéul dot charaid?
creud fá nach deachaidh tú led charaid?
18. Agus a dubhairt Chusai re Ab-
solon, ní headh, acht gidh bé do thogh an
Tighearna, agus an pobalsa, agus
fir Israel uile, as aigesion bhias misi
agus is na fhochair fanfas mé.
19. Agus a rís, cia dá ndéanainn
seirbhis? nach a láthair a mhic? mar
do rinne mé a láthair hathar, is mar sin
bhias mé ad láthairsi.
20. Ann sin a dubhairt Absolon re
Achitophel, tugaidh comhairle eadruibh
creud dhéanam.
21. Agus a dubhairt Achitophel re
Absolon, luidh le leannánaibh hathar, noch
d'fhág sé a mbun an tighe; agus cluinn-
fidh Israel uile go bfuil tú adhfuathmhar
ag hathair, ann sin béid lámha gach a
ngabhann leat láidir.
22. Mar sin do leathnaigheadar
párlliún do Absolon ar mullach an
tighe: agus do bhí Absolon ag leannán-
aibh a athar a radharc Israel uile.
23. Agus do bhí comhairle Achito-
phel, noch do bheireadh sé uadh ann sna lae-
thibh sin, amhail mar do fhiafraigheadh
duine briathar Dé: mar sin do bhí com-
hairle Achitophel uile araon ag Dáibhi
agus ag Absolon.

## C A I B. 17.


S a chionn sin a dubhairt Achi-
tophel re Absolon, léig dam
anois dá mhíle déug fear do
thogha amach, agus éireo-
chaidh mé, agus leanfaidh mé a ndiaigh
Dháibhi a nocht.
2. Agus tiocfa mé air, an fad bhias
sé cortha agus lag-lámhach, agus
cuirfe mé eagla air; agus teithfid a
bfuil do dhaoinibh na fhochair, agus

buailfidh mé an Righ amháin.
3. Agus do bhéura mé na daoine uile
ar a nais chugadsa; an té atá tú
diarruidh, atá sé mar dfilleadh an tiom-
lán: marsin béid an pobal uile a síoth-
cháin.
4. Agus do thaitin an glór go
maith ré hAbsolon, 7 ré sinnsioruibh
Israel uile.
5. Ann sin a dubhairt Absolon, goir
anois Chusai an Tairchiteach, agus
cluinmid mar an gceudna creud a deir
seision.
6. Agus a nuair tháinic Chusai go
hAbsolon, do labhair Absolon ris ga rádh,
do labhair Achitophel air an mod so: an
ndéanam mar a dubhairt sé? muna ndéanam,
labhairsi.
7. Agus a dubhairt Chusai ré hAb-
solon, an comhairle thug Achitophel
uadh, ni maith í air a nuairsi.
8. Oir atá a fhios agadsa (ar
sa Chusai) go bhfuil hathair, agus
a dhaoine na bfearuibh cróda, 7 go bfuil-
lid air lasadh na nintinn, mar mhathghamhuin
do chaillfeadh a cuilein sa machaire; agus
fear cogaidh hathair, agus ni chomhneochadh
sé anos a bfochair an phobail.
9. Féuch atá sé anois a bfolach a
bpoll éigin, nó a náit éigin oile:
agus teigeomhuidh a nuair thuitfid cuid
aca ar ttús, go naibeorá gach a
ccluinfidh é, atá ár a measg na ndáoine
a leanas Absolon.
10. Agus fós an té atá curata,
a bfuil a chroidhe mar chroidhe leomhuin,
leagfuidh sé go hiomlán; óir atá a
fhios ag Israel uile gur duine cróda
hathair, agus an lucht atá na fhochair
gur dáoine cróda iad.
11. Air a nadhbharsin si mo cho-
mhairlesi, Israel uile do chruinnughadh,
ó Dhan go Beersheba mar an
ngaineimh atá chois na fairge ar io-
madamhlas, agus tú féin do dhul a ccath
ad phearsuin féin.
12. Marsin tiucfaimne air ion gidh
bé áit a bfuighthear é, agus tuirleon-
gam air do nós an drúchta thuitios ar ta-
lamh: agus de féin nó dhuine da mbia
aige, ni fhuighfidhear oiread éinduine.
13. Os a chionn sin, má théid sé a
steach a ccathruigh, ann sin do bhéura
Israel uile rópadha leó chum na ca-
thrach sin, agus tairreongamíd chum na
habhann í, ionnus nach bia cloch beag ar fa-
gháil ann.
14. Agus a dubhairt Absolon agus
fir Israel uile, as fearr comhairle Chu-
sai an Tairchiteach ná comhairle Achito-
phel: (óir do órduigh an Tighearna comh-
airle maith Achitophel do chur air ccúl, chur go
ttiubhradh an Tighearna olc air Absolon.)
15. Ann sin a dubhairt Chusai ré
Sadoc, agus ré Abiatar na Sagairt,
marso 7 marso do chomhairligh Achito-
phel Absolon agus sinnsir Israel;
agus marso do chomhairligh mise é.
16. Anois uime sin cuiridhsi uaibh go
luath, agus innsidh do Dháibhi, ga rádh,
ná codail a nocht a réiteach an fhásaigh;
ach éiriugh go luath tairis, deagla
go slugfaidhe suas an Righ, agus a
bfuil do dháoinibh na fhochair.
17. Anois dfan Ionatan agus
Ahimaas ag En-rogel: (óir níor
báill leó a bfaicsin ag teacht don ca-
thraigh) agus do chuaidh cailin, agus
dinnis sí sceula dóibh: agus do chua-
dar san 7 dinnsiodar do Dháibhi Righ é.
18. Gidheadh do chonnairc búachaill iad,
agus dinnis sé sin do Absolon;
ach dimthigheadarsan aráon go luath,
agus tangadar go tigh duine an Ba-
hurim, agá raibh tobar ann a chúirt,
mar a ndeachadar síos.
19. Agus do ghlac an bhean folach
agus do leathnuigh ar uachtar an tobair é,
agus do chuir arbhar meilte air sin, agus
níor haithnigheadh éinni.
20. Agus a nuair thangadar
muintir Absolom chum na mná don tigh,
a dubhradar, cáit a bfuil Ahimaas
agus Ionatan? agus a dubhairt an
bhean riú, do chuadar a nonn thar a sruth-
án uisge sin. Agus a nuair do
sirionadarsan, agus nach bfuaradar
iad, dfilleadar go Hierusalem.
21. Agus tárla a nuair do im-
thigheadar, go ttangadarsan a níos
as

as an ttobar, agus dimṫiġeadar, agus dinnsiodar do Ḋháibi Riġ, agus a dubradar re Dáibi, éiriġ, imṫiġ tar a nuisge go luaṫ: óir marso ṫug Achitophel comhairle ad aġaiḋ.

22. Agus do éiriġ Dáibi, agus a raiḃ do ḋáoinib na focair, agus do ċuadar anonn tar Iordan: fá ṫáinic solus na maidne níor ṫerṫuiġ duine díob gan dul anonn tar Iordan.

23. Agus a núair do ċonnairc Achitophel nar leanaḋ a ċomairle, do ċuir sé diallaiḋ ar a assal, agus d'éiriġ, ⁊ do chuaiḋ a baile dá ṫiġ, dá ċaṫraiġ, ⁊ do ċuir a ṫiġ a nordugaḋ, agus do ċroċ sé é féin, agus fuáir bás, agus do hadhlaiceaḋ é a nuaiġ a aṫar.

24. Ann sin ṫáinic Dáibi go Mahanaim: agus do ċuáiḋ Absolon anonn tar Iordan, é féin agus fir Issrael uile na focair.

25. Agus do riné Absolon caiptin do Amasa ar a ṡluaġ a naiṫ Ióab: agus ba hé Amasa mac duine dar bainm Ithra Issraelitec, noc do luiġ lé Abigail inġean Nahas deirbsiur do Sheruiah, maṫair Ióab.

26. Mar sin do ṡuiġ Issrael agus Absolon a bferann Gilead.

* Salm. 18. 26. 27. * Agus tárla a núair do bí Dáibi ar tteaċt go Mahanaim, go ttug Sobi mac Nahas ó Rabbah do ċloinn Ammon, agus Machir mac Ammiel ó Lo-debar, agus Barsillai an Gilgaditeċ ó Rogelim,

28. leapṫaċa agus báisingeḋa, agus soiġṫiġe criaḋ, agus cruiṫneaċt, agus eorna, agus plúr, agus grán dóite, agus ponair agus piseanaċ dóite,

29. Agus mil, agus im, agus cáoiriġ, agus caise bó cum Dáibi, agus cum na ndáoine do bí na focair, re iṫe: óir a dubradar, atáid na dáoine ocraċ, agus cuirṫa, agus iotmar anns an ḟásaċ.

## CAIB. 18.

Agus do áirim Dáibi na dáoine do bí na focair agus do riné caiptiniġ ar miltib agus caiptiniġ ar ċeudaib ós a gcionn.

2. Agus do ċuir Dáibi amaċ trian na ndáoine fáoi láim Ióab, agus trian fói láim Abisai mac Seruiah, dearbraṫair Ióab, ⁊ trian fói láim Ittai an Gititeċ: agus a dubairt an Riġ ris an bpobal, raċa misi fós libh amaċ go deimin.

3. Acht do freagradar an pobal, ni raċa tú amaċ ar ċor: óir má marbṫar ar teiṫeaḋ, is cuma leósan sin; acht anois is fiú deiċ míle aguinn tusa: uime sin is fearr go mbia tusa cum cabra do ṫabairt dúinn amaċ as an gcaṫraiġ.

4. Agus a dubairt an Riġ riú, cia bé ċitsean dáoibsi is fearr dam ré ḋéanam, do ḋéanadsa é. Agus do ṡeas an Riġ ré táoib an geata, agus tangadar an pobal uile amaċ na ccéadaib, agus na miltib.

5. Agus do aitin an Riġ do Ióab, agus do Abisai, agus do Ittai, gha ráḋ, déanuiḋ go macánta air mo ṡonnsa ris a nógánach ré Habsolon. Agus do ċualadar an sluaġ uile a nuair ṫug an Riġ an ráiteas sin do na caiptinib uile a ttáoib Absoloim.

6. Mar sin do ċuáiḋ an pobal amaċ san macaire a naġaiḋ Issrael: agus ré áit a raib an caṫ a ccoill Ephraim;

7. Mar ar marbaḋ muintir Issrael roimhe seirbisiġ Dháibi: agus do bí ann sin ár mór an lá sin, fiċe míle fear.

8. Oir do sgáoileaḋ ó ċéile an caṫ ar feaḋ dhroma na tíre uile: agus do ṡluig an ċoill níos mó an lá sin, ná marḃ an cloiḋeam.

9. Agus tárla Absolon ar ṡeirḃḟoganntuiḃ Ḋháibi; agus do bí Absolon a marcuiġeaċt ar muille, agus do ċuáiḋ an muille faoi ġéugaiḃ tiuġa doire móire, agus rug a ċeann greim ar a ndairiġ, agus do bí sé droiċde idir neaṁ agus talaṁ, agus dimṫiġ an muille do bí faoi roimpe.

10. Agus do ċonnairc duine áiriġe sin, agus d'innis sé do Ióab é, agus a dubhairt, féuċ do ċonnairc mé Absolon croiċde a ndairiġ.

11. Agus a dubhairt Ióab ris an té d'innis sin dó, agus féuċ ó ċonnairc tú é, cred fa nar ḃuáil tú ann sin go talaṁ é, agus do ḃéarfuinnsi deiċ Secel airgid duit, agus crios?

12. Agus a dubhairt an tóglaċ re Ióab, dá ḃfaġainnsi mile Secel airgid ann mo láiṁ, ni ṡínfinn mo láṁ amaċ a naġaiḋ mic an Riġ, óir d'fúagair an Rígh dar laṫairne duitsi, agus do Abisai, agus do Ittai, ga ráḋ, tugaiḋ bhur naire naċ mbeanfaḋ áonduine ris a nógánaċ Absolon.

13. Nó do ḃéarainn éiġcóir a naġaiḋ mo beaṫa féin: óir ni ḃfuil ni ar biṫ a ḃfolaċ ar an Riġ, agus do ċuirfeasa fós tú féin am aġaiḋ.

14. Ann sin a dubhairt Ióab, ni féudaimsi fuireaċ mar so agad. Agus rug sé ar ṫri gaeṫe iona láiṁ, agus do ṡáiṫ sé tré ċroiḋe Absoloin iad, an fad do bí sé fós béo a lár na dairiġ.

15. Agus do ċruinniġeadar deiṫneaṁar ógánaċ do bí ag iomċar airm Ióab na ṫimċioll, agus do ḃuaileadar Absolon, agus do ṁarbadar é.

16. Agus do ṡéid Ióab an stoc, agus d'filleadar an pobal ó ṫóruiġeaċt Israel; óir do ċoinnim Ióab na daóine ar a nais úaṫa.

17. Agus do ṫógbadar Absolon, agus do ṫeilgeadar a ḃpoll ṁór ar an ccoill é, agus do leagadar cárn ro ṁór cloċ air, agus do ṫeiṫ Israel uile, gaċ áon dá párlliun féin.

18. Anois a nuáir do bí Absolon béo, do ṫóg agus do ċuir sé súas dó féin piléur, noċ atá* a ngleann an Riġ: óir a dubhairt sé, ni ḃfuil éinmhac agum do ċoiṁeoċaḋ mainm a gcuiṁne: agus ṫug sé a ainm féin ar an bpiléur, agus goirṫear de gus a niuġ áit Absoloin. * Gen.14.17.

19. Ann sin a dubhairt Ahimaas mac Sadoc, léig dáṁsa anois rioṫ, agus scéula do ḃreiṫ ċum an Riġ, mar do dioġuil an Tiġearna é ar a náimdiḃ.

20. Agus a dubhairt Ióab ris, ni ḃéara tú scéula leat a niuġ, do ḃriġ gur marbaḋ mac an Riġ; acht béara tú scéula leat lá oile.

21. Ann sin a dubhairt Ióab re Cusi, éiriġ, innis don Riġ gaċ a ḃfacaidh tú: agus d'uṁluiġ Cusi é féin do Ióab, agus do rioṫ sé.

22. Ann sin a dubhairt Ahimaas mac Sádoc fós a ris re Ióab, ach gidh bé ar biṫ é, guidim tú, léig dam rioṫ a ndiaiġ Chúsi mar an gcédna. Agus a dubhairt Ióab, cred as a rioṫfaiḋ tusa, a ṁic, ó naċ ḃfuilid scéula réiḋ agad.

23. Acht gid bé ar biṫ mar tá, [ar seisean] léig dam rioṫ; agus a dubhairt seisean ris, rioṫ. Ann sin do rioṫ Ahimaas a sliġe an réitiġ, agus do rioṫ roimhe Chúsi.

24. Agus do bí Dáibi na ṡuiḋe idir an dá ġeata, agus do ċuáiḋ an fear faire air mullach an ġeata go nuige an balla, agus do ṫóg suas a ṡúile, agus d'féuch, agus do ċonnairc duine ag rioṫ na áonar.

25. Agus d'fúagair an fear faire, agus d'innis don Riġ: agus a dubhairt an Riġ, mas na áonar atá sé, atáid scéula ann a ḃéul. Agus táinic sé go lúaṫ, agus do druid sé a ngar.

26. Agus do ċonnairc an fear faire duine eile ag rioṫ, agus d'fúagair an fear faire don doirseóir, agus a dubhairt, féuċ duine eile ag rioṫ na áonar: agus a dubhairt an Riġ, atáid scéula leission mar an gcédna.

27. Agus a dubhairt fear na faire, dar liom is cosṁuil rioṫ an ċéud duine re rioṫ Ahimaas mic Sádoc:

agus

agus a dubhairt an Ríġ, is duine maiṫ
sin, agus atáid sgéula maiṫe leis.
28. Agus do ġoir Ahimaas, a-
gus a dubhairt ris an Ríġ, atá gaċ
éinni go maiṫ: agus do léig sé é féin
síos go lár ar aġaiḋ a laṫa an
Ríġ, agus a dubhairt, go maḋ beannaiġ
do Tiġearna Dia, noċ do ṡeċaid suas
na daoine, do ṫóg a láma a naġaiḋ
mo Tiġearna an Ríġ.
29. Agus a dubhairt an Ríġ, an
bfuil an tógánaċ Absolon slán? a-
gus do ḟreaġair Ahimaas, a nuáir do
ċuir Ióab serbhfoġantuiġ an Ríġ, a-
gus misi do serbhiseċ a siubal, do
ċonnairc mé gioraċ mór, acht ní raib
a ḟios agam cred do bí ann.
30. Agus a dubhairt an Ríġ, gab
a leaṫṫaoib, agus seas annso: agus
do ġab seision a leaṫṫaoib, agus
dfan na seasam.
31. Agus féuċ, ṫáinic Cúsi, a-
gus a dubhairt Cúsi, sgéula dom Tiġ-
earna an Ríġ: óir do díoġuil an
Tiġearna ṫusa a niuġ ar an méid
déiriġ suas ad aġaiḋ.
32. Agus a dubhairt an Ríġ re
Cúsi, an bfuil an tógánaċ Absolon
slán? agus do ḟreaġair Cúsi, bidis
naimde mo Tiġearna an Ríġ, agus
gaċ a néireoċuiḋ ad aġaiḋ do ólcnam
doċair duit, mar atá an tógánaċ sin.
33. Agus do corruiġeaḋ an Ríġ
go mór, agus do ċuáiḋ suas don
tseompra ós cionn an ġeata, agus do
ġuil sé, agus ag imṫeaċt dó a dubhairt
mar so, ó a ṁic Absolon, a ṁic, a
ṁic Absolon, do bfearr liom gur mé
féin do ġeabaḋ bás ar do son, ó Ab-
lon, a ṁic, a ṁic.

---

CAIB. 19.



Agus do hinnseaḋ do Ióab,
féuċ, atá an Ríġ ag gul,
agus ag caoineaḋ fa Abso-
lon.
2. Agus do hiompoiġeaḋ
an buáiḋ an lá sin a gcumaiḋ, don
pobal uile: óir do ċualadar an po-
bal dá ráḋ an lá sin, cionnus do bhí
an Ríġ doilġiosaċ fa na ṁac.
3. Agus do éalóiġeadar na daoine
an lá sin don ċaṫraiġ, mar do nío
daoine ar a mbi náire, agus éalói-
ġios a niuġ do teiṫfidis a ccaṫ.
4. Acht dfoluiġ an Ríġ a aġaiḋ,
agus do ċoimhéiġ an Ríġ lé guṫ árd,
ó a ṁic Absolon, ó Absolon a ṁic, a
ṁic.
5. Agus ṫáinic Ióab don tigh
ċum an Ríġ, agus a dubhairt sé, ṫug
tú náire a niuġ daiġṫib na serbhiseċ
uile, noċ do ċumdaiġ hanum a niuġ,
agus anmanna do ṁac, agus hingean,
agus anmanna do ban, agus anmanna
do leannán.
6. Do ċionn gur bionmhuin leat do náimhid,
agus gur fuaṫ leat do ċairde: óir
do foillsiġ tú a niuġ naċ bfuil suim
agad ar ṗrionnsaiḋiḃ nó ar serbhise-
ċaib: aiṫnigim a niuġ, dá mbeiṫ Ab-
solon béo, agus sinne uile marb a niuġ,
go mbiaḋ sin go maiṫ ann do raḋarc-
sa.
7. Anois ar a naḋbarsin éiriġ, a-
gus imṫiġ amaċ, agus labair réd ṁuin-
tir go solásaċ: óir do beirimsi an
Tiġearna muna ndeaċaiḋ tú amaċ naċ
bfanfaiḋ duine agad a nois; agus
buḋ measa duit sin ná ar éiriġ dulc
duit ód óige gus a nois.
8. Ann sin déiriġ an Ríġ, agus
do suiḋ annsa ġeata, agus dinnsiodar
don pobal dá ráḋ, féuċ atá an Rígh
na suiḋe san ġeata: agus ṫáinic an
pobal uile a bfiaḋnuise an Ríġ; óir
do teiṫ Israel uile gaċ áon dá lóis-
tín féin.
9. Agus do bí an pobal uile a nim-
resain ar fud treaḃ Israel uile dá
ráḋ, do ċumduigh an Rígh sinn ó lám-
aiḃ ar námad, agus do saor sinn ó
lámaiḃ na bhFilistineċ, agus a nois
do teiṫ sé as a tír roiṁe Abso-
lon.
10. Agus Absolon, noċ dungaman
ós ar ccionn, do marbaḋ a ccaṫ é: a-
nnois

ṡoir ṡinne ſin cred fá nac labartaoi focal do ṫabairt an Ríġ ar aiſ?

11. Aguſ do ċuir Dáibi Ríġ fioſ go Sadoc aguſ go Abiatar, na ſagairt, dá ráḋ, labraiḋ ré ſeanoiriḃ Iúdah; cred fá bfuiltiſe ar deireaḋ do ḃreiṫ an Ríġ air aiſ dá ṫiġ, ó ṫáinic comráḋ Iſrael uile go ruige an Ríġ dá ṫiġ?

12. Aſ ſibſe mo ḋearḃráiṫre, aſ ſiḃ mo ċnáma ⁊ m'ḟeóil: ar a naḋbarſin cred ṡinne gur ſiḃ aſ deiġeanaiġ do ṫabairt an Ríġ ar aiſ?

13. Aguſ abraiḋ ré Amaſa, nac dom ċnáim aguſ dom ḟeóilſe ṫuſa? go ndéarna Dia ſin aguſ fóſ mór mó ruimſa, muna raiḃ ṫuſa ad ċaiptín an tſlóiġ agamſa coidce a náit Ióab.

14. Aguſ do ċlaon ſé croiḋṫe muintire Iúdah uile, mar ċroiḋe éin-ḟir, ionnuſ gur ċuireadar an focalſa ċum an Ríġ, fill féin aguſ do ṁuintir uile.

15. Marſin ḟill an Ríġ, aguſ ṫáinic go Iordan, aguſ ṫáinic Iúdah go Gilgal dimṫeaċt a ccoinne an Ríġ, dá ṫabairt tar Iordan.

* 1 Righ. 2. 8. 16. Aguſ do luaṫaiġ * Simei mac Gera ar, Beniamiteaċ noċ do ḃí do Bhahurim, aguſ ṫáinic a nuas le muintir Iúdah a ccoinne Dháibi Ríġ.

* Caib. 16. 1. 17. Aguſ do ḃí míle fear do Bheniamin na ḟoċair, aguſ * Siba óglac tiġe Shauil aguſ a ċúiġ mic déug, aguſ fiċe ſearḃfóġanta na ḟoċair, aguſ do ċuadar tar Iordan roimhe an Ríġ.

18. Aguſ do ċuaiḋ bád do ṫabairt muintire an Ríġ tairſ, aguſ do ḋéanaṁ mar buḋ toil leiſ: aguſ do ṫuit Simei mac Gera ſíoſ a bfiaḋnuiſe an Ríġ ag teaċt a nall dó tar Iordan.

19. Aguſ a duḃairt ré an Ríġ, ná cuireaḋ mo ṫiġearna éigceart am leiṫſi, aguſ ná cuimniġ an ní do rinne do ſearḃfóġanta go haindliġṫeaċ an lá do

* Caib. 16. 5. ċuaiḋ mo ṫiġearna an Ríġ * aſ Ierusalem, aſ a nġéubaḋ an Ríġ ċuige ann a ċroiḋe é.

20. Oir atá a fioſ ag do ſearḃfóġanta gur peacaiġ mé; ṡinne ſin féuc gur mé an céd duine tig a nuas do ṫiġ Ioſeph do ṫeagmáil ris an Ríġ mo ṫiġearna.

21. Acht do ḟreagair Abiſai mac Seruiah, aguſ a duḃairt, nac ccuirfiġear Simei ċum báiſ tríd ſo, do ċionn gur malluiġ ſé ungṫaċ an Tiġearna?

22. Aguſ a duḃairt Dáibi, cred é damſa aguſ daoiḃſe a ċlann Sheruiah, go mbiaḋ ſiḃ a niuġ ag cur am aġaiḋ? an ccuirfiġear éinduine ċum báiſ a niuġ a Niſrael? óir nac bfuil a fioſ agumſa go bfuilim féin a niuġ am Ríġ óſ cionn Iſrael?

23. Ar a naḋbarſin a duḃairt an Ríġ re Simei, ní marḃfuiġear tú; aguſ tug an Ríġ a ṁionna dó.

24. Aguſ ṫáinic Mephiboſet mac Sauil a nuas a ccoinne an Ríġ, aguſ níor ḋeaſuiġ a ċoſa, aguſ níor ḃearr a ḟéaſóg, aguſ níor niġ a éadaċ, ón ló fa nimṫiġ an Ríġ gus an lá fá ttáinic a ſioṫċáin.

25. Aguſ tárla a nuair ṫáinic ſé go Ieruſalem a ccoinne an Ríġ, go nduḃairt an Ríġ ris, cred fá naċ dteaċaiḋ tuſa lionmſa a Mhephiboſet?

26. Aguſ do ḟreagair ſeiſion, a ṫiġearna a Ríġ, do ṁeall mo ſearḃfóġanta mé; óir a duḃairt do ſearḃfóġanta, cuirfeaḋ diallaiḋ ar aſal dam, go ndeaċad air a muin, aguſ racaiḋ mé gus an Ríġ, do ċionn go bfuil do ſearḃfóġanta bacaċ.

27. * Aguſ do ſoaiṁliġ ſé do ſearḃfóġanta rém ṫiġearna an Ríġ, aſ atá mo ṫiġearna an Ríġ amhail aingeal o Dhia: déna ar a naḋbarſin an ní iſ ſiuſ do ċíteaṙ duit. * Caib. 16.

28. Oir ní raiḃ do ṫiġ maṫarſa uile aſ daoine marḃa a bfiaḋnuiſe an Ríġ; gidheaḋ do ċuir tuſa do ſearḃfóġanta a measc na ndaoine do ſuiġeaḋ ar do ḃórd féin: cred an ceart atá agam tairſ ſin ġáirm níoſ mó ar an Ríġ? 29. Aguſ

29. Agus a dubhairt an Ríġ ris, créd fá labhrann tú níos mó ar do ċúrsaibh? a dubhairt misi, roinn féin agus Siba an ferann.

30. Agus a dubhairt Mephibóset ris an Ríġ, glacadh sé iomurro an tiomlán, ó táinic mo tiġerna an Ríġ a ris a síoṫċáin dá tiġ féin.

31. Agus táinic Barsillai an Gileaditeċ síos ó Rogelim, agus do ċuáidh tar Iordan leis an Ríġ dá ṡeoladh tar Iordan.

32. Anois do bhí Barsillai na dhuine ro áosta, ceiṫre fiċċid bliadhan dáois, agus a sé do ġléus lón don * Ríġ an fad do bhí a Mahanaim: óir ba ro mhór an duine é.

*Caib.17.27.

33. Agus a dubhairt an Ríġ ré Barsillai, tárrsa liomsa a nonn, agus beaṫóċad misi tú am ḟoċair féin an Ierusalem.

34. Agus a dubhairt Barsillai ris an Ríġ, cá fad atá agumsa ré maireaċduinn, as a raċainn súas leis an Ríġ go Hierusalem?

35. Atáim a niuġ ceiṫre fiċċid bliadhan dáois, agus a naiṫniġim eidir olc agus maiṫ? an bféudann do ṡerbhiseċ a blasadh créd iṫeas nó créd ibhios? an bféudaim feasda guṫ fear no ban cantaireaċ do ċlos? uime sin créd fá mbeiṫ do ṡerbhiseċ na eire ar mo tiġerna an Ríġ.

36. Raċaidh do ṡerbhiseċ tamall beag anonn tar Iordan leis an Ríġ: agus créd fá ccúiteoċadh an Ríġ sin riom le na leiṫeid sin do luáidheaċt?

37. Filleadh do ṡerbhiseċ, guidhim tú go bfuiġe mé bás am ċaṫair féin, agus go nadhlaicter mé a nuaigh maṫar agus mo maṫar: as féuċ do ṡerbhiseċ Chimam, éirġeadh sé anonn lé mo tiġerna an Ríġ, agus déna ris mar do ċífear duit féin.

38. Agus do ḟreagair an Ríġ, raċaidh Chimam liom anonn, agus do dhéna mé ris an ní is maiṫ leatsa, agus gidh bé ní iarrfus tú orum, do dhéna mé sin ar do ṡon.

39. Agus do ċuadar an pobal uile anonn tar Iordan: agus a nuáir táinic an Ríġ a nall, do póg an Ríġ Barsillai, agus do beannuiġ é, agus dfill sé dá áit féin.

40. Ann sin do ċuáidh an Ríġ roimhe go Gilgal, agus do ċuáidh Chimam leis: agus do ṡeoladar muinntir Iudah uile an Ríġ, agus fós leaṫ pobail Israel.

41. Agus féuċ tangadar muinntir Israel uile gus an Ríġ, agus a dubhradar ris an Ríġ, créd fár ġadadar ar ndearbhraiṫre fir Iúdah, tusa léo, agus fa ttugadar an Ríġ agus a ṫeaġlaċ agus muinntir Dháibhi uile léo tar Iordan.

42. Agus do ḟreaġradar fir Iúdah uile fir Israel, do ḃrígh go bfuil an Ríġ a ngaol fogus duinn: créd uime sin fá mbiaṫ fearg orrbhsi fa nadhbharsin? a ndúaman aon ċnuas do ċostus an Ríġ, nó an ttug sé tiodhlacadh ar biṫ dhúinn?

43. Agus do ḟreaġradar fir Israel fir Iúdah, agus a dubhradar, atá deiċ ccodaċ aguinne ann sa Ríġ, agus atá níos mó do ċeart fós aguinn an Dáibhi ná atá agaibhsi: uime sin créd fár ṫarcuisniġeabhair sinn, nac iarrfuiġ ar ccomhairle ar ttús do ṫabhairt an Ríġ ar ais? agus bá fíocṁaire briaṫra fear Iúdah ná briaṫra fear Israel:

---

C a i b. 20.



Agus tárla go raibh óglach do Bhelial ann sin dar bainm Séba mac Bichri, Beniamiteċ, ⁊ do ṡéid sé stoc, agus a dubhairt, ní bfuil cuid ar biṫ aguinne a nDáibhi, ní mó atá oiġreaċt aguinn a mac Iesse; [téiġeadh] gaċ éinduine dá lóistin féin, ó Israel.

2. Mar sin do ċuáidh gaċ éinduine Disrael súas ó beiṫ a ndiaiġ Dháibhi,

agus

agus do leanadar Séba mac Bichri; acht do ċeangladar muintir Iúdah ré na Riġ, ó Iordan ar fad go Hierusalem.

3. Agus ṫáinic Dáibi dá ṫiġ an Ierusalem, agus do ġlac Dáibi an * Caib.16.22. deiċneabar ban, * a leannáin, noċ dfág sé ag cuṁdaċ an tiġe, agus do ċuir a bpriosún iad, agus do beaṫuiġ iad, aċt níor luiġ sé léo: mar sin do bádar fá iadaḋ go ló a mbáis, beo a mbaintreabaċus.

4. Ann sin a dubairt an Riġ re Ámasa, cruinniġ ċugamsa fir Iúdah faói ċeann trí lá, agus bi féin annso a laṫair.

5. Mar sin do ċuáid Ámasa do ċruinniuġaḋ fear Iúdah; acht dfan sé níos faide ná an tam cinnte dórduiġ seision dó.

6. Agus a dubairt Dáibi ré Ábisai, a nois do déana Séba mac Bichri mór mó do dócar dúinn, nó do rinne Ábsolon: beir leat tusa muintir do ṫiġearna, agus lean é, deagla go bfuiġeaḋ sé caiṫreaċa daingne dó féin, agus go nimṫeoċaiḋ mar sin uáinn.

7. Agus do ċuáid muintir Ióab amaċ na diáiġsion, agus na * Cherethitiġ, agus na Pelethitiġ, agus na fir ċurata uile: agus do ċuadar amaċ as Ierusalem do ṫóruiġeaċt a ndiaiġ Shéba mic Bichri. * Caib 8.18.

8. A nuáir do bádar ag an ccloiċ ṁóir atá ag Gibeon, do ċuaiḋ Ámasa rompa: agus do bi Ióab criosluiġe re na ċulaiḋ do ċuir sé uime, agus air sin crios maille le cloiḋeaṁ ceangailte ar a sliastaib iona ṫruáill: agus ag dul amaċ dó do ṫuit sé as a ṫruaill.

9. Agus a dubairt Ióab re Ámasa, an bfuil tú slán, a dearbraṫair? agus do ġlac Ióab Ámasa air ḟéasóig iona laiṁ deis do ṫabairt póige dó.

10 Acht ni ṫug Ámasa aire don ċloiḋeaṁ do bi a láiṁ Ióab: mar sin do buáil sé é don ċloiḋeaṁ an sa ccuiġeaḋ asna, agus do leig sé a inniġe amaċ fán ttalaṁ, agus níor buail sé a ris é, agus fúair sé bás: mar sin do lean Ióab agus Ábisai a dearbraṫair a ndiáiġ Shéba mic Bichri.

11. Agus do seas duine do ṁuintir Ióab láiṁ ris, agus a dubairt an té ler bionṁuin Ióab, agus an té atá ar son Dháibi, éirgiod sé a ndiáiġ Ióab.

12. Agus do bi Ámasa dá aonfuint a bfuil a lár na sliġeaḋ móire; agus a nuair do connairc an tóglaċ gur fanadar các uile na seasaṁ, do áṫruiġ sé Ámasa as a tsliġe ṁóir a steaċ ansa macaire, agus do ṫeilg éadaċ thairis, a núair do choncairc sé go bfanaḋ gaċ aonduine dá ttigeaḋ go nuige é, na ṡeasaṁ.

13. A nuair do haṫarruiġeaḋ é don tsliġe ṁóir, do ġluáisiodar an pobal uile a ndiáiġ Ióab do ṫóruiġeaċt a ndiáiġ Shéba mic Bichri.

14. Agus do ċuáid sé tré ṫreabaib Israel uile go Habel, agus go Bethmaachah, agus na Beritiġ uile: agus do ċruinniġeadar a ccionn a céile, agus do leanadar eision,

15. Agus tangadar, agus do ċampuiġeadar na aġaiḋ ann Ábel Bhethmaaċah, ⁊ do ṫeilgeadar clad suas a naġaiḋ na caiṫreaċ, do seas ansa tuinnse: ⁊ do briseadar a raib do daóinib a bfoċair Ióab an balla dá ṫeilgion sios.

16. Ann sin do eiġ bean ċríonna amaċ as an gcaṫruiġ, eistiġ, guidim sib abruiḋ ré Ióab, tárr a leiṫ go labra misi rioṫ.

17. Agus a núair ṫáinig sé laiṁ ria, a dubairt an bean, an tú Ióab? agus do freagair seision, as mé. Ann sin a dubairt si ris, éist briaṫra do banóglaic. Agus do freagair seision, éisdiom.

18. Ann sin do labair si, dá raḋ, do buḋ gnáṫ leó a ráḋ a nallód, ga ráḋ, go deimin iarrfuid siad comairle ar Ábel: agus mar sin do ċríoċnuiġeadar [ an ċúis. ]

19. Is áon misi don droing atá síoṫċánta agus firinneaċ a Nisrael:

atá

atá tusa ag iarruidh caithreach do mil-
leadh, agus fós príomhchathrach a Nis-
rael; créd fá slugfeá suas oighreacht
an Tighearna?

20. Agus do fhreagair Ióab, agus a
dubhairt, go madh fada, go madh fada
sin uaimsi, go slugfinn suas nó go
millfinn í.

21. Ní mar sin atá an ghnó, acht
duine ó shliabh Ephraim darbh ainm Séba
mac Bichri, noch do thóg suas a lámh a
nagaidh an Rígh, eadhon a nagaidh
Dháibhi: tabhraidh eision amháin, agus
imtheochaidh misi ón ccathraigh. Agus a
dubhairt an bhean re Ióab, Féuch, teilgfighear a
cheann chugad tar an mballa.

22. Ann sin do chuaidh an bhean mar a
raibh an pobal uile iona ghliocus; agus
do bheanadar a cheann do Shéba mac Bi-
chri, agus do theilgeadar amach chum
Ióab é: agus do shéid seision stoc,
agus dfilleadar ón chathraigh gach duine
dá thigh féin: agus dfill Ióab go Hierus-
alem chum an Rígh.

*Caib. 8. 16. 23. Anois do bhí * Ióab ós cionn
slóigh Israel uile, agus Benaiah mac
Iehoiada ós cionn na Cheretitheach, agus
na bPelethitheach.

24. Agus do bhí Adoram ós cionn
an chíosa, agus Iehosaphat mac
Ahilud na chroinicigheoir:

25. Agus Séba na scribhneoir:
agus Sádoc agus Abiatar na sagar-
tuibh.

26. Agus do bhí Ira mar an gcéadna
an Iairitheach na phríomhuachtarán tim-
cheall Dháibhi.

## CAIB. 21.



Ann sin do bhí gorta a laethibh
Dháibhi trí bliadhna a ndiaidh
a chéile: agus dfiafraigh
Dáibhi don Tighearna, agus
do fhreagair an Tighearna

(atá an gorta) do bhrígh gur mharbh
sé na Gibeonitigh.

2. Agus do ghoir an Rígh na Gi-
beonitigh, agus a dubhairt riu (anois
na Gibeonitigh ní do chloinn Israel iad, * *Jos. 9. 3. 16. 17.
as iarsma na Namoritheach, agus tu-
gadar clann Israel mionna dóibh: agus
do thionnsgain Saul a marbhadh iona thei-
ghnáibh do chloinn Israel agus Iú-
dah.)

3. Uime sin a dubhairt Dáibhi ris na
Gibeonitibh, créd do dhéanuis mé ar bhur
son, agus créd an ní le a ndéanamh mé
an tsíothchain, ionnus go mbeannochthaoisi
oighreacht an Tighearna?

4. Agus a dubhradar na Gibeoni-
tigh, ní ghéabham ór nó airgead ó Shaul,
nó ó na thigh, ní mó iarrfiois tusa
duine a Nisrael ar ar soine: agus
a dubhairt seision, gidh bé ní a dhearthaoi,
do dhéanadsa ar bhur son é.

5. Agus do fhreagradarsan an
Rígh, an duine dar thógaibh sinn, agus do
thionnsgain ar nagaidh dar léirsgrios,
go nach biadh duine dínn a ccrích ar bith
Disrael;

6. Tugthar mórsheision dá macaibh
dhúinn agus crochfam suas iad don
Tighearna a Ngibeah Shauil, noch do
thogh an Tighearna. Agus a dubhairt an
Rígh do bhéara mé dhíbh iad.

7. Acht do choigil an Rígh Mephi-
bóset mac Ionatain, mhic Shauil, do
bhrígh mionna an * Tighearna do bhí ea- *1 Sam. 18.
torra, idir Dháibhi, agus Ionatan 3. & 20. 8
mac Shauil. 42.

*8. Ach do ghlac an Rígh dias mac
Rispah ingheine Aiah, noch rug sí do
Shaul, Armoni agus Mephibóset, agus
cúigear mac Mheichal ingheine Shauil, noch
rug sí do Adriel mac Barzillai an
Meholatitheach.

9. Agus do thoirbhir iad a lámhaibh
na Ngibeonitheach, agus do chrochadar
iad ansa chnoc a bhfiadhnuise an Ti-
ghearna: agus do thuiteadar uile na moir-
sheision a naoinfheacht, agus do cuireadh chum
báis iad a ccéad laethibh a bhfóg-

* Caib. 3. 7. 10. Agus do ġlac * Rispah ingen
Aiah saiclodaċ, agus do leṫnuiġ dí
féin é ar an gcarrac ó ṫosaċ an
nfóġṁair, nó gur sil uisge orra ó
neṁ, agus níor fulaing d'énlaiṫ an
naiér tuirling orra sa ló, nó dain-
ṁintib an ṁacaire san noiḋċe.
11. Agus do hinnsead do Dháibi
cred do rinne Rispah ingen Aiah lean-
án Shauil.
12. Agus dimṫiġ Dáibi, agus do
tóg cnáma Shauil, agus cnáma Iona-
tain a ṁic ó ṁuintir Iabes-Gilead, noċ
do ġad iad ó sráid Bhetsan, mar ar
* 1 Sam. 31. 10. ċroċadar na * Philistiniġ iad, a
nuáir do ṁarbadar na Philistiniġ
Saul a Ngilboa.
13. Agus ṫug sé suas as sin
cnáma Shauil, agus cnáma Ionatain
a ṁic: agus do ċruinniġeadar cnáma
na muintire do croċad.
14. Agus do adlaiceadar cnáma
Shauil, agus Ionatain a ṁic a ttír
Bheniamin ann Selah a ttúama a aṫar
Cis; agus do coimlíonadar gaċ ar
aiṫin an Ríġ: agus na diaiġ sin do
friṫ Dia ré guiḋe ar son na tíre.
15. Os a cionn sin do bí cogadh
fós a ris ag na Philistinib ré his-
rael, agus do ċuaiḋ Dáibi síos, agus
a daoine leis, agus do ṫroid sé a
naġaiḋ na bhPhilistineaċ, agus do ċuaiḋ
Dáibi a nanbfainne.
16. Agus Isbi-benob (mac aiṫigh
dar ċomṫrom dá gaċ trí ċéud Se-
cel do ṗrás a ccomṫrom) ar ccur
ċloiḋim nuáiḋ ċuige, do ṡaoil sé Dáibi
ṁarbaḋ.
17. Acht do ṫárṫuig Abisai mac
Seruiah é, agus do buáil sé an Phi-
listineaċ, agus do ṁarb sé é: ann sin
ṫugadar muintir Dháibi mionna dó, dá
ráḋ, ní raċa tusa níos mó linn amaċ
ċum caṫa, ḋoċ nach múcfa tú solus
Israel.
* 1 Crein. 20. 4. 18. * Agus tárla na diaiġ so go
raib a ris caṫ ag na Philistinib ann
Gob: ann sin do ṁarb Sibbeċai an Hu-
saṫiteaċ Saph, noċ do bí do ċloinn a na-
ṫaiġ.
19. Agus do bí caṫ a Ngob a ris
ag na Philistinib, mar ar ṁarb Elha-
nan mac Iaare-oregim Betlemiteach
* derbraṫair Gholiah an Giṫiteaċ, a- * 1 Crein. 20. 5.
gá raib gaṫ, lér ċosṁuil a ċrann lé gar-
ṁain ḟiġeadóra.
20. Agus do bí fós caṫ an Gáṫ,
mar a raib duine do ṁéid ṁóir, a-
gus sé ṁéir ar gaċ láim leis, agus
sé ṁéir ar gaċ cois leis, a ceaṫair
fiċċiod a nuiṁir; agus is don naṫ-
ṫaċ mar an gcédna rugaḋ é.
21. Agus a nuáir ṫug a ṡlán
fá Israel, do ṁarb Ionatan mac Si-
meah derbraṫair Dháibi é.
22. Don naṫaċ an Gáṫ do rugaḋ
an ceaṫrarsa, agus do ṫuiteadar lé
láim Dháibi, agus lé láim a ṡearbfo-
ġantuiġeaḋ.

# CAIB. 22.


Agus do labair Dáibi ris an
Ttiġearna briaṫra an dá-
nasa: ann sa ló ar ṡaor
Dia é as láṁaib a náṁad
uile, agus as láṁaib Shauil:
2. Agus a dubairt, sé an *
Tiġearna mo ċarraic, agus mo daing- * Psal. 18. 2.
gion, agus mo ṡaorṫóir.
3. Dia mo ċarraige, is ann bías mo
dóiġ: sé mo sciaṫ é, agus adarc mo
ṡlánuiġṫe, mo ṫor árd 7 mo dídean, mo
ṡlánuiġṫeóir do ċumduiġ tú mé ó foir-
éigion.
4. Goirfiḋ mé ar an Ttiġearna,
noċ is fiu a ṁolaḋ: marsin saor-
fuiġear ar mo náṁaid mé.
5. A nuair ṫangadar tonna an
báis am ṫimċioll, tuilte an ndaoine
neiṁdiaḋa, do ċuireadar eagla orum.
6. Thangadar doilġiosa ifrinn am
ṫimċioll; do ċuireaḋ líonta an báis
romam.

7. Ann

7. An mégion do ġoir mé ar an Tigerna, agus do éiġ mé ar mo Dhia, agus do ċualaid sé mo ġuṫ as a ṫempall, agus do ċuadar mo ċomġe a sdeċ na ċluasaib.

8. An sin do ċorruiġ, ⁊ do ċrioṫnuiġ an talum: do ċorruiġedar, agus do ċrioṫnuiġedar bunáite neime, do briġ go raib fearg air.

9. Do ċuáid deataċ suas as a pollairib, agus do loisc teine as a béul; do dergaḋ smeróide ris.

10. Do ċlaon sé fós na neama, agus táinic sé a nuas, agus do bi doirċados fá na ċosaib.

11. Agus do bi ag marcaiġeaċt ar Cherubin, agus do eitiol sé, agus do ċoncus é ar sciaṫánaib na gaoiṫe.

12. Agus do riñe sé doirċados na bpáilliun fa gcuáirt na timċioll, uisceada dorċa, agus neóill tiuġa an naiéir.

13. Tres an loñradh [do bi] roimheśion do dergaḋ smeróide teineaḋ.

14. Do tóirniġ an Tigerna ó neaṁ, agus dfoillsiġ an té is áirde a ġuṫ.

15. Agus do ċuir sé saiġde amaċ, agus do scaóil ó ċéile iad; teinteaċ, agus do ċloiḋ sé iad.

26. Agus do ċoncus gríññoll na fairge, do léigeaḋ leis bunáitigh an tsaoġail, le hiomaiṫfear an Tigerna, le séideaḋ anála a pollaireaḋ.

17. Do ċuir sé ó náird a nuas, ⁊ do glac sé mé: do tarruing sé amaċ as iomad uisgeaḋ mé.

18. Do saor sé mé ar mo náimhd láidir, agus ón droing do fuataiġ mé; óir do bádar ro neartmar agam.

19. Thangadar orum go hoban, a ló mo anacra: aċ do bé an Tigerna mo ċoṫuġaḋ.

20. Thug sé fós amaċ mé go háit fairsing: do saor sé mé, do briġ go raib dúil aige ionam.

21. Do lúaċuiġ an Tigerna mé, do réir mfireantasa; do réir ġloine mo lám do ċúitiġ sé riom.

22. Oir do ċoiméid mé sliġṫeaċa an Tigerna, agus níor dealuiġ mé go coirṫeaċ re mo Dhia.

23. Oir do bádar a breiṫeamnuis uile as mo ċoiñe, agus a statuidigh níor dealuiġ mé riu.

24. Do bi mé mar an cceudna firinneaċ dá laṫair, agus do ċoiméadas mé féin óm lgceart.

25. Ar a nadbharsin do ċúitigh an Tigerna riom, do réir mfirinntasa, do réir mo ġloine a radharc a súl.

26. Ris an dtrócaireaċ taisbéanfa tú tú féin trócaireaċ; agus ris an nduine díreach, taisbéanfa tú tú féin díreach.

27. Ris an nglan taisbéanfa tú tú féin glan, agus ris an gcamaċteaċ taisbéanfa tú tú féin domblasda.

28. Agus tárṫoċaiḋ tú na daóine buáidearta: aċ atáid do súile ar na daóinibh árda, ċor go ccuirfiḋ tú sios iad.

29. Oir is tusa mo ċoiñollsa, a Thigerna: agus soillseoċaiḋ an Tigerna mo doirċados.

30. Oir triódsa do rioṫ mé tré ċuideaċta, tré mo Dhia féin do ling mé tar balla.

Atá sliġe Dé iomlán, do dearbaḋ briaṫar an Tigerna: atá sé na sceiṫ ag gaċ áon dá gcuirionn a dhóigh ann.

32. Oir cia is Dia aċt an Tigerna? agus cia as carraic aċ ar Ndia-ne?

33. Sé Dia mo neart, agus mo cumasa, agus do ni sé mo sliġe iomlán.

34. Do ni sé mo ċosa amhail cosa eilite, agus suiġiḋ sé mé ar máiṫib árda.

35. Muinidh sé dom lámaib cogaḋ, ionnus go mbristear boġa cruaḋaċ lem lámaib.

36. Thug tú dam mar an gceudna sciaṫ do slánuiġṫe, agus do riñe do ceannsaċt mór mé.

37. Do fairsingiḋ tú mo ċoisceim fúm, ionnus nar sleamhnuiġeadar mo ċosa.

38. Do lenn mé mo naimde, agus do
marḃ mé iad: agus níor ḟill mé a ris
nó gur díṫlaiṫriġ mé iad?
39. Agus do scrios mé iad, agus
do loit mé iad: ionnus nar ḃféidir
leó éirġe, as gur ṫuitseadar fam
ċosaiḃ.
40. Oir do ġléas tusa mé lé neart
ċum caṫa: an drong déiriġ suas
am aġaiḋ, do ċláoiḋ tusa fúm
iad.
31. Thug tú dam mar an gcéadna
muinéil mo námad, ionnus go milltfinn
an lus fuaṫuiġios mé.
42. Do ḟéuċadar, ach ni raiḃ áon
do ṫárṫoċaḋ: ċum an Tiġearna, ach
níor ḟreagair sé iad.
43. Ann sin do ḃúail mise iad mar
lúaiṫreaḋ na talman: do ḃrúiġ mé iad
mar laiṫiġ na sráide, agus do spréiḋ
mé ó céile iad.
44 Do sáor tusa mé mar an gcéado-
na ó ċeannaiġiḃ mo ḋaoine, do ċumduiġ tú
mé do ḃeiṫ am ċeann ar na geintiḃ: daoi-
ne nar ḟeadar mé, do ḋéanadh seirbhís
dam.
45. Uimleoċuid coimiṫiġ dam: ar
a mball a gcluinfid, béid umal
dam.
46. Crionfuid na coimiṫiġ, agus
biáiḋ eagla orra amaċ as a náitiḃ
daingne.
47. Mairiġ an Tiġearna, agus go
maḋ beannuiġ mo ċarruiġse, agus go
nárduiġṫear Dia ċairrge mo slá-
nuiġṫe.
48. Sé Dia do ni díoġaltas ar mo
sonsa, agus do beir síos na dáoine
fúm,
49. Agus do beir amaċ óm naim-
de mé: do ṫóg tusa fós mé, do ċáo-
muin tú mé ó ḟear díbfeirge.
50. Ar a nadḃarsin do ḃéara mé
buideaċus duitsi, a Thiġearna, * a measc
na ngeinteaḋ, agus canfa mé molta
dod ainm.
51. As tor slánuiġṫe eision dá
Ríġ: agus foillsiġ sé trócaire
dá ungṫaċ, do Dháiḃi agus dá síol
go * bráṫ.

* Romh. 15. 9.
* Cail. 7. 12.

CAIB. 23.


Nois a siad so briaṫra
deiġionaċa Dháiḃi; du-
bairt Dáiḃi mac Iesse, agus
a duḃairt an té do tógḃaḋ
suas go hárd, ungṫaċ Dé
Iácob, 7 sailmċéadlaċ binn Israel:
2. Do laḃair spiorad an Tiġearna
tríomsa, agus do bí a ḃriaṫar ann
mo ṫeangaiḋ.
3. A duḃairt Dia Israel, do laḃair
carraig Israel riomsa: caitfiḋ an
té riaġlas ós cionn dáoine beiṫ ceart,
ag riaġlaḋ an neagla Dé.
4. Agus biáiḋ sé mar solus
na maidne, an uair éirġios an
ġrian, eadhon ar maidin gan néull,
mar an bféur mín ag fás as an tta-
lam le deálra glan a ndiáiġ fear-
ṫanna.
5. Má atá naċ bfuil mo ṫiġ mar-
sin ag Dia, giḋeaḋ do riṅne sé ceaṅ-
gal síorruiḋe riomsa, órduiġṫe ann
gaċ uile ni, agus daingion: óir sé
so mo slánuġadsa uile, agus mfonn
uile, má tá naċ dtiubra seision ar
fás.
6. Ach béid mic Bhélial uile mar
ḋealga teilgṫear amaċ, do ċionn naċ
féidir breiṫ orra le lámaiḃ.
7. As an té beanfas riú cumduiġear
é le hiarann, agus le crann gaṫa,
agus loisgfiġear tríd amaċ le teine
iad an sa náit ċéadna;
8. Siad so anmanna na ndáoine
neartmara do ḃí ag Dáiḃi: an Tach-
monitech do suiḋ ann sa ċaṫaoir,
uasarán a measg na ccaiptineaḋ (do
bé sin Adino an Tesnitech) do ṫóg
sé a ġaṫ a naġaiḋ os ccéad noċ
do marḃ sé a naonuáir.
9. Agus a ndiáiġ a sin sin do
bé * Eleásar mac Dodo an Taho-
hitech, áon don triúr do na dáoiniḃ
cumasaċa

* 1 Chroin. 11. 10.
* 1 Croin. 11. 12.

cumasaċa do bí ag Dáibí a nuair ṫugadar a slán fá na Philistinib, noċ do ċruinniġ annsin a gcionn a ċéile ċum caṫa, agus dimṫiġeadar fir Israel rompa.

10. Deiriġ seision, agus do ḃuáil sé na Philistiniġ nó go raiḃ a lám cunṫa, agus gur ċengail a lám don ċloiḋeṁ: agus do oibriġ an Tiġearna buaiḋ mór an lá sin; agus dfilleadar na daóine na diáiġ ar son sdala amáin.

1 Chroin. 11. 27. 11. * Agus a ndiaiġ a nfirsin do bi Sammah mac Agee an Harariteċ: agus do ċruinniġeadar na Philistiniġ iad féin a gcionn a ċéile a gcuideaċtain, mar a raiḃ píosa fearainn lán do piseannaiḃ? ⁊ do ṫeiṫeadar na dáoine roimhe na Philistinib.

12. Ach do ṡeas seision a lár a nfearainn, agus do ċumduiġ sé é, agus do ṁarḃ sé na Philistiniġ: agus do oibriġ an Tiġearna buáiḋ mór.

13. Agus do ċuáiḋ triúr don tríoċad dob oirdearca síos, agus tangadar go Dáibí anns a bfóġmar go huaim Adullam: agus do ṡuiġeadar slúaġ na bhPhilistineċ a ngleann Repaim

14. Agus do bí Dáibí ann sin a ndaingion, agus do bí gairnsiún na bhPhilistineċ an tan sin a mBet-lehem.

15. Agus do ġab fonn Dáibí, agus a dubhairt, oh naċ ttugann duine éigin deoċ dam duisge tobair bhet-lehem, noċ atá láim ris an ngeata.

16. Agus do bhriseadar an triúr fear neartmhar tre ṡlúaġ na bhPhilistineċ, agus do ṫángadar uisge as tobar bhet-lehem, do bí láim ris an ngeata, agus do ġlacadar, agus tugadar léo é go Dáibí: giḋeaḋ níor baill leis ion ól de, as do dóirt sé amaċ é don Tiġearna.

17. Agus a dubhairt sé, bioḋ sin a bfad uaimsi, a Thiġearna, go ndéanainn so; naċ í so fuil na ndaóine do ċuáiḋ a nguais a nanma; uime sin níor báill leis a ól: do rinneadar an triúrsa dfearaib gaisgeamla na neiṫesi.

1 Chroin. 11. 20. 18. Agus do bí * Abisai mac Seruiah derbraṫair Ióab na ċeann an triúir; agus do ṫóg sé a ġaṫ súas a naġaiḋ trí gcéad, agus do ṁarḃ sé iad, agus fuáir sé ainm a measc triúir.

19. Naċ raiḃ sé ro onórac do triúr? uime sin do bí sé na ċaiptín orra: bioḋ naċ ráinic sé a ccoimmeas ris an ccéadtriúr.

20. Agus Benaiah mac Iehoida, mac duine ċurata ó Chabseel, noċ do rinne móirgníomha, do ṁarḃ sé dias fear leomanta do Mhóab: do ċuáiḋ sé síos mar an gcéadna, agus do ṁarḃ sé leoman a lár cuise a naimsir sneaċta.

21. Agus do ṁarḃ sé Egipteċ, duine breaġḋa, agus do bí gaṫ ag an Negipteċ ann a láim; as do ċuáiḋ seision síos ċuige le maide, agus do tarraing an gaṫ as láim an Négiptiġ, agus do ṁarḃ le na ġaṫ féin é.

22. Do rinne Benaiah mac Iehoiada na neiṫesi; agus fuáir sé ainm a measc triur do ḋaoinib neartṁara.

23. Do buḋ onóraiġ é ná an tríoċad, as ní ráinic sé gus an triúrso; agus do ċuir Dáibhi ós cionn a luċt coimhéda é.

24. Do bí * Asahel derbraṫair Ióab na áon don tríoċad? Elhanan mac Dodo ó bhet-lehem, Caib. 2. 18.

25. Sammah an Haroditeċh, Elica an Haroditeċh,

26. Heles an * Paltiteċ, Ira mac Icces an Tecoiteċ. 1 Chroin. 11. 27.

27. Abiezer an Tanetotiteċh, Mebunnai an Husatiteċh,

28. Salmon an Tahohiteċ, Maharai an Netopatiteċ,

29. Heleb mac Baanah an Netopatiteċ, Ittai mac Ribai as Gibeah do ċloinn Bheniamin,

30. Benaiah an Piratoniteċ, Hiddai ó ġleanntaib Gaas,

31. Abi-albon an Tarbatiteċh, Asmabet an Barumiteċh,

32. Elihaba an Saalboniteċ; do macaib Iasen, Ionatan,

33. Sammah an Harariteċ, Ahiam mac Sarar an Harariteach,

34. Eliphelet mac Ahasbai an Maahatiteċh, Eliam mac Achitopel an Giloniteċ. 35. Hesrai,

35. Hesrai an Carmelitech, Paarai an Tarbitech,
36. Igal mac Nátan ó Shóbah, Báni an Gaditech,
37. Selec an Tamonitech, Naharai an Beerotitech, fer iomcartha arm Ióab mic Seruiah,
38. Ira an Hitritech, Gareb an Hitritech,
39. Uriah an Hititech; triochad agus móirfeisir an tiomlán.

## CAIB. 24.

AGus a ris do las ferg an Tighearna a nagaidh Israel, agus do * corruigh sé Dáibi na nagaidh, dá rádh, imthigh agus comháir Israel agus Iúdah.

*1 Croin. 21. 1.

2. Oir a dubhairt an Righ re Ióab caiptin a slóigh, éirigh anois ar feadh treabh Israel, ó Dhan go Beersheba, agus comháir an pobal, chor go mbia fios uimhre an pobail agumsa.
3. Agus a dubhairt Ióab ris an Righ, anois go ccuiridh do Thighearna Diase a gceann an pobail (gidh bé dá méid dá bfuilid) a céud oiread, agus go bfaicidh súile mo thighearna an Righ é: ach cred as a bfuil dúil ag mo thighearna an Righ annsa ni so?
4. Gidheadh rug briathra an Righ buáidh a nagaidh Ióab, agus a nagaidh caiptinigh an tslóigh: agus do chuáidh Ióab, agus caiptinigh an tslóigh amach ó láthair an Righ dáireamh pobail Israel.
5. Agus do chuadar anonn tar Iordan, agus do shuidheadar ann Aroer, don taóibh ó dheas don chathraigh atá a lár abhann Ghad, agus leith re Iazer.
6. Ann sin tangadar go Gilead, agus don tír Iochtraigh núadháitighe; agus tangadar go Dan-Iaan, agus fá gcuáirt go Sidon.

7. Agus tangadar go daingion láidir Tíor, agus go caithreachaibh na Hibhitech, agus na Gcananitech uile: agus do chuadar amach don taóibh ó dheas do Iúdah go Beersheba.
8. Ann sin an tan do chuadar tríd an dúithche uile, tangadar go Hierusalem a gcionn naói mios agus fithcid lá.
9. Agus tug Ióab don Righ suim uimhre na ndaóineadh, agus do bhi ann Israel ocht ccéd míle fear gaisgemhuil do tharraing cloidheamh; agus do bhi muintir Iúdah cúig céud míle fear.
10. Agus do ghoin croidhe Dháibi é féin tar éis na ndaoineadh áireamh dó: agus a dubhairt Dáibi ris an tTighearna, do pheacaidh mé go mór annsa ni do rinne mé; agus a nois guidhim thú, a Thighearna, glan do sheirbhfoghantaigh óna éigcert; óir do rinne mé go ro leimh.
11. Oir a nuáir do éirigh Dáibi ar maidin, táinic briathar an Tighearna gus an bfáidh Gad, fear fiosa Dháibi, ga rádh;
12. Eirigh agus abair re Dáibi, is marso a deir an Tighearna; atáim ag tairgsin trí neithe dhuit, beir do rogha diobh go ndéarna mé dhuit é.
13. Mar sin táinic Gad go Dáibi, agus a dubhairt sé ris, an ttiucfaidh seacht mbliadhna gorta ort ann do dhúithche? nó an tteithfidh tú trí mí roimhe do naimhde an feadh bias siad dot leanmhuin? nó an mbiáidh trí lá pláighe ann do dhúithche? anois déna comhairle, agus feuch cred é an freagra bhéaruis misi ar an té do chuir uadh mé?
14. Agus a dubhairt Dáibi re Gad, atáim a gcumhgach mór; tuitmid anois a láimh an Tighearna; óir is mór a thrócaire, agus ná tuitim a láimh duine.
15. Ann sin do chuir an Tighearna pláigh ar Israel ó maidin nó go ttáinic an tam cinnte: agus fuáir bás do na daóinibh ó Dhan go Beersheba seachtmoghad míle.
16. Agus an tan do shín an taingel a lámh amach ar Ierusalem dá hargoin, do ghab aithreachus an * Tighearna fá nolc,

*1 Sam. 11.

nolc, agus a dubġt ris a naingel do ṁarb na daóine, is lór sin; coṁrim a-ṁois ar do láiṁ. Agus do bi aingel an Tiġerna ag ionad buáilte Araunah an Iebusitech.

17. Agus do labġ Daibi ris an tTiġerna a nuáir do ċoṁġc sé an taingel do buáil na daóine, agus a dubġt sé, ó is misi do ṗecaiḃ, agus do riñe droiċ ni, ach na caóiriġsi cred do riñedar? bioḃ do láṁ am aġaiḃsi, griḃim ṫú, agus a naġaiḃ ṫiġe maṫar.

18. Agus ṫáinic Gad an lá sin ċum Dáibi, agus a dubġt sé ris, éirig súas, tóg altóir don Tiġerna a nurlár buáilte Araunah an Iebusiteċ.

19. Agus do ċuáiḃ Dáibi súas do réir bréiṫre Ghad, mar do aiṫin an Tiġerna.

20. Agus dféuċ Araunah, agus do ċoṁġc sé an Riġ, agus a ṁuinntir ag teċt 'go ninnsiġe é: agus do ċuáidh Araunah amaċ, agus do ċrom é féin ar a aġaiḃ ar an ttalum a laṫair an Riġ.

12. Agus a dubġt Araunah, cred fá ttáinic mo ṫiġerna an Riġ ċum a ṡerbisiġ? agus a dubġt Dáibi, do ċeñaċ urláir an buáilte uaitsi, do ṫógbáil altóra don Tiġerna, lé gcoisgfiḃ an ṗláiġ do na dcóinib.

22. Agus a dubġt Arauna ré Dáibi, glacaḃ mo ṫiġerna an Riġ, agus ofrálaḃ súas an ni as maiṫ aṅ a raḃarc féin: féuċ atáid aṅso daiṁ ċum iodbarṫa loisge, agus na sristiġesi, agus cunga na ndaṁ ċum coṁaiḃ.

23. Thug Arauna mar Riġ na neiṫesi uile don Riġ: agus a dubġt Arauna ris an Riġ, go nglacaiḃ do Thiġerna Dia ċuige ṫú.

24. Agus a dubġt an Riġ ré Harauna, ni hamlaiḃ bias, acṫ ceiñeoċaiḃ mé uáit é ar a lúaċ: agus ni ofrála mé ofráil loisge dom Thiġerna Dia do ni naċ ccoiseonaiġ ni dam. Mar sin do ċeñaiġ Dáibi an turlár buáilte agus na daim, ar ċáogad Secel airgid.

25. Agus do tóg Dáibi altóir aṅ sin don Tiġerna, agus do iodbġ ofrála loisge, agus ofrála sioṫċána; mar sin do friṫ an Tiġerna re a guiḃe ar son na dtíre, agus do coisceḃ an ṗláiġ ó Israel.

# Ceud Leabhar na Riogh, da ngoirthear go coitcheann an treas Leabhar na Riogh.

## CAIB. I.

ANOIS do bí an Ríġ Dáibí foirfe, agus áosta a mbliaḋnaiḃ; agus do ċlúdadar é le héadach, aċ ní ḃfuáir sé teas ar biṫ.

2. Ar a naḋbarsin a dubradar a ṡeirḃḟoġantaiġe ris, iarṫar dom ṫiġearna an Ríġ maiġdion óg, agus seasaḋ sí ar coiṁe an Ríġ, agus déanaḋ sí friṫeolaṁ dó, agus luiġeaḋ sí iona ḃrollaċ, ċor go ḃfuiġe mo ṫiġearna an Ríġ teas.

3. Mar sin diarradar cailin sciaṁaċ ar feaḋ ċórstaḋa Israel uile, agus fuaradar Abisag, Sunamiteaċ, agus ṫugadar ċum an Ríġ í.

4. Agus do bí a nóigbean ro sciáṁaċ, agus do friṫeolaḋ sí an Ríġ, agus do níoḋ miniostralaċt dó: ach ní raiḃ an Ríġ dfios aice.

5. Ann sin do árduiġ Adonias mac Haggit é féin, ġá ráḋ, biáiḋ misi am Ríġ: agus do ġleus sé carbuid agus marcsluáġ dó féin, agus cáogad fear do riṫ roiṁe.

6. Agus níor ċuir a aṫair na aġaiḋ uaċ ar biṫ, a ráḋ, creud fa ndeárna tú marso? agus do bí seision mar an gcédna na fear ro ḃreáġa; agus a ṫoiáiġ Absolon do rug [Haggit] é.

7. Agus do ċomairliġ sé le Ioab mac Seruiah, agus re Abiatar an Sagart: agus ag leanmuin Adonias dóiḃ, do ċungnadar leis.

8. Ach Sádoc an Sagart, agus Benaiah mac Iehoiada, agus Nátan an fáiḋ, agus Simei, agus Rei, agus dáoine cumasaċa do ḃí re Dáibí, ní raḃadar a ḃfoċair Adonias.

9. Agus do ṁarḃ Adonias cáoiriġ, agus daim, agus áirneis ṁéiṫ láiṁ re cloiċ Sohelet, noċ atá láiṁ re Hen-rogel: agus ṫug sé cuireaḋ dá ḋearbraiṫriḃ uile mic an Ríġ, agus do ṁuintir Iúdah uile, seirḃḟoġantaiġe an Ríġ.

10. Ach ní ṫug sé cuireaḋ do Nátan an fáiḋ, ná do Bhenaiah, ná do na dáoiniḃ cumasaċa, ná do Sholaṁ a ḋearbraṫair.

11. Uime sin do labair Nátan re Bat-séba, maṫair Sholaiṁ, ġa ráḋ, naċ ccúala tusa go ḃfuil * Adonias mac Haggit na Ríġ, agus ní ḃfuil a ḟios sin ag Dáibí ar ttiġearna? *2 Sam. 14

12. Anois ar a naḋbarsin, guiḋim ṫú, léig damsa comairle do ṫaḃairt duit lé ccoiseonuiġ tú hanum féin agus anum do ṁic Solaṁ.

13. Eiriġ agus imṫiġ a steaċ go Dáibí Ríġ, agus abair ris, naċ dtug tusa do ṁionna, mo ṫiġearna ó a Ríġ, dot banoglaiċ, da ráḋ, go deiṁin biáiḋ do ṁac Solaṁ na Ríġ am ḋiáiġsi, agus [illegible] sé am ċáṫaoir [illegible]

mairfeaḋ cred fá bhfuil Adoniah na Riġ?

14. Féuch an feaḋ bias tusa annsin ag labhairt ris an Riġ, tiucfa misi a steaċ fós ad ḋiaiġ si, agus daingneoċa mé do briáṫra.

15. Agus do ċuáiḋ Bat-séba a steaċ ċum an Riġ don tseómra: agus do bí an Riġ ro ḟoirfe, agus do bí Abisag an Sunamiteach ag minioſtralaſ don Riġ.

16. Agus do ċrom Bat-seba, agus do riñe si umla don Riġ, agus a dubhairt sé, cred is áill leatsa;

17. Agus a dubhairt sisi ris, ó mo ṫigearna, do ṁionnuiġ tú fad Thiġearna Dia dot banoglaiċ, dá ráḋ, go deiṁin biáiḋ Solaṁ do ṁacsa na Riġ am ḋiáiġsi, agus suiġfiḋ sé ann mo ċaṫaoir rioġa.

18. Agus anois féuċ atá Adoniah ag riaġluġaḋ, agus ó mo ṫigearna a Riġ, ni bhfuil a ḟios sin agadsa.

19. Agus do ṁarb sé daiṁ agus áirnéis reaṁar, agus móran cáoraċ, agus do ṫug sé cuireaḋ do ṁacaibh an Riġ uile, agus do Abiatar an sagart, agus do Ióab caiptin an tsloiġ; ach ni ṫug sé cuireaḋ dot ṡearbhḟoghantuiġ Solaṁ.

20. Agus tusa mo ṫiġearna ó a Riġ, atáid súile Israel uile ort, go niñeostá dóibh cia suiġfios a ccaṫaoir rioġa mó ṫiġearna an Riġ na ḋiáiġ.

21. Nó teigeomaiḋ a nuair ċoideolus mo ṫiġearna an Riġ a bhfoċair a aiṫreaḋ, go measfuiġṫear misi agus mo ṁac Solaṁ ar naindliġṫeaċaib.

22. Acht ċeana an feaḋ do bí si fós ag comráḋ ris an Riġ, ṫáinic Nátan an fáiḋ a steaċ mar an gcéadna.

23. Agus do innsiodar don Riġ dá ráḋ, féuch Nátan an faiḋ: agus an tan ṫáinic sé a steaċ a bhfiadhnuise an Riġ, do ċláon sé é féin a laṫair an Riġ le na aġaiḋ ċum na talṁan.

24. Agus a dubhairt Nátan, ó mo ṫiġearna a Riġ, a ndubhairt tusa, biáiḋ Adoniah na Riġ am ḋiáiġ, agus suiġfiḋ sé ann mó ċaṫaóir rioġa?

25. Oir do ċuáiḋ sé sios a niuġ, agus do ṁarb sé daiṁ agus áirnéis reaṁar, agus caóiriġ go hiomadaṁuil, agus do ġoir sé mic an Riġ uile, agus caiptiniġ an tsloiġ, ⁊ Abiatar an sagart; agus féuċ atáid ag iṫe agus ag ól da laṫair, agus a deirid siád, go mairiġ an Riġ Adoniah.

26. Acht misi, misi do ṡearbhḟoġantuiġ, agus Sádoc an Sagart, agus Benaiah ṁac Iehoiada, agus do ṡearbhḟoġantuiġ Solaṁ, níor ġoir sé sin.

27. A né mo ṫiġearna an Riġ do riñe na neiṫesi, agus nár ḟoillsiġ tú dot ṡearbhḟoġantuiġ, cia suiġfios a ccaṫaóir mo ṫiġearna an Riġ na ḋiaiġ?

28. Ann sin do ḟreagair Dáibi Righ ⁊ a dubhairt, goirigh ċugam Bat-seba: agus ṫáinic isi a bhfiadhnuisi an Righ, agus do ṡeas a laṫair an Righ.

29. Agus ṫug an Righ a ṁionna, agus a dubhairt, mar ṁairios an Tighearna, noċ dfúasguil manum as gaċ uile aimgar,

30. Amhuil agus ṫug mé mo ṁionna duitse fa Thighearna Dia Israel, ġa ráḋ, go deiṁin biáiḋ Solaṁ do ṁac na Righ am ḋiaighsi, agus suighfiḋ sé am ċaṫaóir rioġa am áit; mar sin do ḋéana mé a niugh go dearbhṫa.

31. Ann sin do ċrom Bat-séba le na gnuis ċum na talṁan, agus do riñe si umla don Riġ, ⁊ a dubhairt, go mairiġ mo ṫiġearna Dáibi Riġ go siorruiḋe.

32. Agus a dubhairt Dáibi Riġ, goiriḋ ċugam Sádoc an sagart, agus Nátan an fáiġ, agus Benaiah ṁac Iehoiada: agus tangadar a laṫair an Riġ.

33. A dubhairt an Riġ riú mar an gcéadna, beiriḋ lib searbhḟoġantuiġiḋ bur ttiġearna, agus tugaiḋ ar Sholaṁ mo ṁac dul ar muin mo ṁuille féin, agus beiriġ sios é go Gihon.



34. Agus

34. Agus ungaḋ Sádoc an sagart, agus Nátan an fáiḋ ann sin é na Riġ ós cionn Israel: agus séidiġ si an stoc, agus abraiḋ, go mairiġ an Riġ Solaṁ.

35. Ann sin tiucfaiḋesi a nios na ḋiaiġ, ċor go ttiucfa sé, agus go suiġfiḋ ann mo ċataóir rioġasa; óir biaiḋ sé na Riġ am áit: agus do órduiġ misi é ḃeiṫ na riaġluiġṫeóir ós cionn Israel, agus ós cionn Iúdah.

36. Agus do freagair Benaiah mac Iehoiada an Riġ, agus a dubairt, Amen go nabra Tiġearna Dia mo ṫiġearna an Riġ sin.

37. Mar do bí an Tiġearna lem ṫiġearna an Riġ, go raiḃ mar sin le Solaṁ, agus go ndéarna sé a ċaṫaoir rioġa nios mó ná caṫaóir mo ṫiġearna Dáibi Riġ.

38. Ann sin do ċuáiḋ Sádoc an sagart, agus Nátan an fáiḋ, agus Benaiah ṁac Iehoiada, agus na Cheretitiġ, agus na Peletitiġ sios, agus do ċuireadar Solaṁ ar muin muille Dháibi Riġ, ⁊ ṫugadar go Gihon é.

39. Agus do ḃean Sádoc an sagart adharc ola amaċ as an ttabernacuil, agus do ungaiḋ sé Solaṁ: agus do ṡéideadar an stoc, agus a dubairt an pobal uile, go mairiġ an Riġ Solaṁ.

40. Agus ṫáinic an pobal uile a nios na ḋiaiġ, agus do bí an pobal ag piobaireaċ le piobuiḃ, ⁊ do rinneadar sólás maille re gáirdeachus mór, ionnus gur scoilt an talaṁ lé na bfuáim.

41. Agus do ċualaiḋ Adonnah sin, agus a lucht cuiriġ uile do bhi na foċair, ar gcur deiriḋ le na gcuid biḋ diṫe: agus a nuáir do ċualaidh Ioab guṫ an stuic, a dubairt sé, créd fá bfuil an tormánsa na caiṫreaċ ag dul ṫrid a ċéile.

42. Agus an fad do bí ġá ráḋ sin, féuċ ṫáinic Ionatan ṁac Abiatair an sagart, agus a dubairt Adonnah ris, tárr a steaċ: óir is duine cróda ṫú, agus atáid scéula maiṫe leat.

43. Agus do freagair Ionatan, aġus a dubairt sé re Adonnah, go deiṁin do rinne Dáibi Riġ ar ttiġearna Riġ do Sholaṁ.

44. Agus do ċuir an Riġ Sádoc an sagart leis, agus Nátan an fáiḋ, agus Benaiah ṁac Iehoiada, agus na Cheretitiġ, agus na Peletitigh, agus tugadar air dul ar muin muille an Riġ.

45. Agus do ung Sádoc an sagart, agus Nátan an fáiḋ é na Riġ ann Gihon: agus tangadar a nios as sin ag urġáirdiuġaḋ, ionnus gur líon an ċaṫair dfuáim agus dfoṫrom: agus as é sin an gioraċh do ċualabairsi.

46. Agus fós atá Solaṁ na ṡuiḋe a ccaṫaóir na rioġaċta.

47. Agus tuilleaḋ oile, ṫangadar seirbisiġ an Riġ do ḃeannuġaḋ ar ttiġearna Dáibi Riġ, ġá ráḋ, go ndéarna Dia ainm Sholaiṁ nios fearr ná hainmsi, agus go ndéarna sé a ċaṫaóir nios mó ná do ċaṫaóir: agus do ċlaon an Riġ é féin ar a leabuiḋ.

48. Agus mar an gcéadna is marso a dubairt an Riġ, go maḋ beannuiġ an Tiġearna Dia Israel, noċ ṫug duine do ṡuiḋe ann mo ċaṫaóir rioġa a niuġ, agus mo ṡúile féin dá faicsin.

49. Agus do ġaḃ eagla a raiḃ aige cuireaḋ a bfoċair Adonnah, agus déirġeadar súas, agus dimṫiġ gaċ áon aca roiṁe.

50. Agus do gaḃ eagla Adonnah roiṁe Sholaṁ, agus déiriġ sé, agus do imṫiġ, agus do rug sé greim ar aḋarcaiḃ na haltóra.

51. Agus do hinnseaḋ do Sholamh dá ráḋ, féuċ atá eagla ar Adonnah roiṁe an Riġ Solaṁ: óir féuċ rug sé greim ar aḋarcaiḃ na haltóra, ġá ráḋ, tugaḋ an Riġ Solaṁ a ṁionna daṁsa a niuġ naċ muirfiḋ sé a ṡearḃfoġantuiġ leis an gcloiḋeaṁ.

52. Agus a dubairt Solaṁ, má foillsiġionn sé é féin na duine ċurata, ni raċa ḟionnfuiḃe dá ġruáig fá ṫalum; aċt

acht má geibhthear droichmein ann, cuirfidhear chum báis é.

53. Mar sin do chuir an Righ Solamh síos é, agus tugadar léo a nuas ó naltóir é; agus táinic sé, agus duinlaigh é féin don Righ Solamh: agus a dubhairt Solamh ris, imthigh dot tigh.

## CAIB. 2.

ANois do dhruideadar láethe Dháibhi a bhfogus, chor go bhfuigheadh sé bás: agus do chuir cúram ar a mhac Solamh, dá rádh,

2. Atáimse ag dul a slighe na talman uile; bise láidir ar a naobharsin, agus taisbéin thú féin go fearamhuil.

3. Agus coiméud cúram do Thighearna Dé, ag siubhal iona shlightibh, ag coimhéd a statúideadh, agus a aitheanta, agus a bhreitheamhnasa, 7 a fiadhnuiseadh, mar atá sgriobhtha a ndligheadh Mhaoise, chor go mbeirigh tú buáidh ann sa nuile ni dá ndéna tú, agus ann gach * uile thaobh a niompochuidh tú thú féin.

* Deut. 29. 9. Jos. 1. 7.

4. Ionnus go ndaingneochaidh an Tighearna a focal sioruidhe, noch do labhair sé dom thaobhsa, ga rádh, má bheirid do chland aire dá slighe, ag siubhal a bhfírinne am láthairse, maille re na nuile chroidhe, agus re na nuile anum, * ní theisdeocha uáit (ar seision) duine a ccathaóir rioghdha Israel.

* 2. Sam. 7. 12.

5. Tuilleadh bile fós, atá a fios agad cred do rinne Ioab mac Seruiah orumsa, agus cred do rinne sé re dá chaiptin slóigh Israel, re * Abner mac Ner, agus re * Amasa mac Ieter, noch do mharbh sé, agus gur dhóirt fuil an chogaidh sa tsíothcháin, agus gur chuir sé fuil an chogaidh ar a chrios do bhí timchioll a cháoil, agus ar a bhrógaibh do bhí ar a chosaibh.

* 2 Sam. 3. 27.
* 2 Sam. 20. 10.

6. Dénasa ar a naobharsin do réir mar do theagair dot ghliocus, agus ná léig a cheann liath do dhul síos san nuáigh a síothcháin.

7. Acht foillsigh maitheas do macaibh * Barsillai an Gileaditech, agus bídis don droing ióssas ar do bhórd; óir is marsin tangadar chugamsa a nuáir do theith mé roimhe Absolon do dhearbhráthair.

* 2 Sam. 19. 31.

8. Agus féuch atá agad * Simei mac Gera Beniamitech, ó Bhahurim, noch do mhallaigh orumsa le mallughadh dearnasach ansa ló a ndeachaidh mé go Mahanaim: as táinic sé a nuas am choinne go Iordan, agus do mhionnaigh mé dhó fan Tighearna, gha rádh, * ni chuirfe mé chum báis thú leis an cclaidheamh.

* 2 Sam. 16. 5.
* 2 Sam. 19. 23.

9. Anois ar a naobharsin ná measa neimhchiontach é: óir is duine críonna thú, agus atá a fios agad cred is cóir duit do dhénamh ris: as tabhair a cheann liath síos chum na huáighe re fuil.

10. * Mar sin do chodail Dáibhi a bhfochair a aithreadh, agus do hadhlaiceadh é a gcathair Dháibhi.

* Gníomh. 2. 29. & 13. 36.

11. Agus ba cheathrachad bliadhan na láethe do bhí Dáibhi na * Righ ós cionn Israel: do bhí sé na Righ ann Hebron seacht mbliadhna, agus triochad agus trí bliadhna na Righ ann Ierusalem.

* 2 Sam. 5. 4. 1 Croin. 29. 26, 27.

12. * Ann sin do suigh Solamh a ccathaóir a athar Dáibhi, agus do daingnigheadh a rioghachd go mór.

* 1 Croin. 29. 23.

13. Agus táinic Adoniah mhac Haggit go Bat-seba, máthair Sholaimh: agus a dubhairt sise, an go síothchánta thig tusa? agus a dubhairt seision, is go síothchánta.

14. Agus a dubhairt sé fós, atá ní áirighe agam re a rádh riotsa; agus a dubhairt sise, abair romhad.

15. Agus a dubhairt seision, atá a fios agad go mbudh liomsa an rioghachd, agus gur iompóigh Israel uile a nagaidh orum dom bheith am Righ; gidheadh diompóigh an rioghachd sa gcúl, agus táinic chum mo dhearbhrathar;

óir fa leision ón tTighearna í.
16. Agus a nois iarruim [aon] at-
chuinge amáin ortsa, ná diúlt mé.
Agus a dubhairt sisi ris, abair romhad.
17. Agus a dubhairt sé, guidhim thú,
labhair re Solamh an Righ ( óir ní
diúltfa sé thú ) go ttugadh sé Abi-
sag an Sunamiteach na mnáoi dhamh-
sa.
18. Agus a dubhairt Bat-seba; lóir
a fhebhus, laibheóra misi air do shon
ris an Righ.
19. Do chuáidh Bat-seba uime sin
mar a raibh an Righ Solamh do labhairt
ris ar son Adoniah: agus déirigh an
Righ suas na coinne, agus do umhluigh
sé é féin di, agus do shuidh sé
iona chathaóir ríogha, agus tug fa
deara cathaóir do thabhairt chum mathair
an Righ; agus do shuidh si air a láimh
deis.
20. Ann sin a dubhairt si, ataim ag
iarruidh éan atchuinge bhige amáin ort,
guidhim thú, ná diúlt mé: agus a du-
bhairt an Righ ria, iarr romhad a mhathair:
óir ní diúltfa mé thú.
21. Agus a dubhairt sisi, tugthar
Abisag an Sunamiteach dot dearbhrathair
Adoniah na mnáoi.
22. Agus do fhreagair an Righ Solamh,
agus a dubhairt re na mhathair, agus
cred fá niarrann tusa Abisag an Su-
namitech do Adoniah? iarr an río-
ghacht dó mar an gcéadna; ( óir is é
mo dhearbhrathair is sine é ) eadhon dó
féin, agus do Abiatar an Sagart,
agus do Ioab mac Seruiah.
23. Ann sin do mhionnuigh an Righ So-
lamh fan tTighearna, ga rádh, go ndeárna
an Tighearna Dia mar sin riomsa, agus
tuilleadh fós, muna air labhair Adoniah an
focalsa a nagaidh a shaoghail féin.
24. Anois air a nadhbharsin mar
mhairios an Tighearna, noch do dhaingnidh
misi, agus do chuir am shuidhe a gca-
thaoir Dhaibhi mathar mé, agus noch
do rinne tigh dham, * mar do gheall sé, *2 Sam. 7. 12, 13.
cuirfighther Adoniah chum báis a
mugh.
25. Agus do chuir an Righ Solamh
lé laimh Bhenaiah mic Iehoiada, agus
do thiomáin air gur mharbh é.
26. Agus a dubhairt an Righ re
Abiatar an Sagart, imthighsi go Ha-
natot dot mhachaibh féin, óir do thuill
tú bás: acht ní chuirfe misi chum báis
a nuairse thú, do bhrígh gur iomchair tú
Airc an Tighearna Dia roimhe Dhaibhi
mathair; agus do bhrígh gur fhulaing
tú anfódh ann gach áit ar iomchair
mathair anfódh.
27. Mar sin do theilg Solamh Abia-
tar amach ó bheith na Sagart ag an tTi-
ghearna; * go ccoimhlionadh sé focal * 1 Sam. 2.
an Tighearna, noch do labhair sé a ttaobh 31, 35.
tighe Eli an Siloh.
28. Ann sin táinic sceula go Ióab
( óir dfill Ióab le Adoniah, gidh nar
iompóigh sé a ndiáigh Absolon ) agus
do theith Ióab go Tabernacail an Ti-
ghearna, agus do ghlac greim ar be-
annaibh na haltóra.
29. Agus do hinnseadh don Righ So-
lamh gur theith Ióab go tabernacuil an
Tighearna, agus féuch atá sé ag an
naltóir; ann sin do chuir Solamh Benaiah
mac Iehoiada ga rádh, imthigh, tio-
máin air.
30. Agus tháinic Benaiah go
tabernacuil an Tighearna, agus a du-
bhairt ris, as marso a deir an Righ,
tárr amach: agus a dubhairt seision,
ní racad, acht do gheba mé bás ann so.
Agus tug Benaiah sceula chum an
Righ a ris, ga rádh, marso a deir
Ióab, agus marso do fhreagair sé
misi.
31. Agus a dubhairt an Righ ris,
déna mar a dubhairt sé riot, agus tio-
máin air, agus adhlaic é; ar chor go
mbeara tú a nfuil neimhchiontach do
dhoirt Ióab uáimse agus ó thigh ma-
thar.
32. Agus fillfidh an Tighearna a
fhuil ar a cheann féin, noch do tiomáin ar
dhís do dháoinibh budh fírénta, agus do
bfearr ná é féin, agus do mharbh sé
iad leis an ccloidheamh, gan a fhios
ag mathair Dáibi; * Abner mac Ner, * 2 Sam. 3.
caiptín slóigh Israel, agus * Amasa 27.
mac * 2 Sam. 20. 10.

ṁac leter, caiptin ſlóigh Iúdah.

33. Fillfiḋ a bfuilſion ſiumeſin aṙ ċeann Ióab, aguſ aṙ ċeann a ſliocta go bráṫ; acṫ ⁊ Dháibi, aguſ ⁊ a ſliocſ, aguſ ⁊ a ṫiġ, aguſ ⁊ a ċaṫaóiṙ ríoġa biaiḋ ſíoṫċáin go bráṫ ón Tiġeaṙna.

34. Aṅ ſin do ċuáiḋ Benaiah ṁac Iehoiada ſuaſ, aguſ do ṫiomáin ſé aiṙ, aguſ do ṁaṙb ſé é; aguſ do haḋlaiceaḋ é aṅ a ṫiġ féin aṅ ſa bfáſaċ.

35. Aguſ do ċuiṙ an Riġ Benaiah ṁac Iehoiada iona áit óſ cioṅ an tſlóiġ: aguſ do ċuiṙ an Riġ Sádoc an ſagart a nionad Abiataiṙ.

36. Aguſ do ċuiṙ an Riġ, aguſ do ġoiṙ ſé aṙ Shimei, aguſ a duḃaiṙt ſé riſ, tóg ṫiġ duit féin aṅ Ieruſalem, aguſ deun comnuiġe aṅ ſin, aguſ ná héiriġ aſ ſin aṁaċ a mball aṙ biṫ.

37. Oiṙ iſ amlaiḋ biaſ, an lá raċaſ tú aṁaċ, aguſ ġeubuſ tú taṙ a nabuinn Cidron anoṅ, bioḋ a fioſ agad go bfuiġe tú báſ ⁊ gaċ ſnéoṙ: biáiḋ ⁊ ful aṙ do ċeann féin.

38. Aguſ a duḃaiṙt Simei riſ an Riġ, iſ maiṫ an ċaint, maṙ a duḃaiṙt mo ṫiġeaṙna an Riġ, iſ maṙ ſin déanaſ do ſeirbfoġantuiġ. Aguſ do riṅe Simei comnuiġe aṅ Ieruſalem mórán do laéṫib,

39. Aguſ tárla a gcioṅ trí mbliadan gur imṫiġeadar diaſ do ſeirbiſeaċaib Shimei uaḋ ċum Achiſ ṁic Maachah Riġ Gát: aguſ diníſeadar [ dáoine ] do Shimei, ga ráḋ, féuċ atáid do ſeirbiſiġ aṅ Gát.

40. Aguſ déiriġ Simei, ⁊ do ċuiṙ diallaiḋ aṙ a aſal, aguſ do ċuaiḋ go Gát maṙ a raiḃ Achiſ diaṙraiḋ a ſeirbiſeaċ: aguſ dimṫiġ Simei, aguſ tug a ſeirbiſiġ leiſ ó Ghat.

41. Aguſ do hinnſeaḋ do Sholaṁ go ndeaċaiḋ Simei ó Ieruſalem go Gát, aguſ go ttáinic ſé a riſ.

42. Aguſ do ċuiṙ an Riġ gaiṙm aṙ Shimei, ⁊ a duḃaiṙt ſé riſ, naċ dtug miſi oṙtſa mionnuġaḋ faṅ Tiġeaṙna, aguſ naċ aṙ deaṙb mé duit dá ráḋ, bioḋ a deimin agad go deaṙbṫa, an lá raċaſ tú aṁaċ, aguſ imṫeoċuſ tú aṅ ſo nó aṅ ſúd, do ġeba tú báſ go deimin? aguſ a duḃaiṙt tuſa riom, an focal do ċuala mé, iſ maiṫ é.

43. Cred fá naṙ ċoiṁéid tú maṙ ſin mionna an Tiġeaṙna, aguſ a naiṫne do aiṫin miſi diot?

44. A duḃaiṙt an Riġ fóſ ré Simei, iſ aiṫnid duit féin a nuile olc iſ fioſ dot ċroiḋe do riṅe tú rem aṫaiṙ Dáibi: uime ſin fillfe an Tiġeaṙna holc ⁊ do ċeann féin.

45. Aguſ biaiḋ an Riġ Solaṁ beannuiġ, aguſ daingneoċaṙ caṫaóiṙ ríoġa Dháibi a laṫaiṙ an Tiġeaṙna go bráth.

46. Aṅ ſin do aiṫin an Riġ do Bhenaiah ṁac Iehoiada, noċ do ċuáiḋ amach, aguſ do ṫiomáin aiṙ, go bfuaiṙ ſé báſ: aguſ * do daingniuġaḋ an ríoġaſ a laim Sholaim. *2 Croin.1.1.

Caib. 3.



Aguſ * do riṅe Solaṁ cleamnuſ re Pharao Riġ ne hÉgipte, aguſ tug ſé ingean Pharao, aguſ ruġ leiſ i go caṫraiġ Dháibi, nó gur ċrioċnuiġ a ṫiġ féin do ċuṙ ſuaſ, aguſ ṫiġ an Tiġeaṙna, aguſ balla Ieruſalem fa gcuáirt. * Caib.7.8.c.

2. Amáin do nidiſ an pobal iodbairt ⁊ na hárduib, do bríġ naṙ tógbaḋ fóſ ṫiġ dainm an Tiġeaṙna guſ na laéṫibſin.

3. Aguſ do ġráḋuiġ Solaṁ an Tiġeaṙna ag imṫeaċt a ſtaṫuiḋib Dháibi a aṫaṙ: amáin do nioḋ ſé ioḋbairt, aguſ do loiſceaḋ túiſ ⁊ na hárduib.

4. Aguſ do ċuáiḋ an Riġ go Gibeon dioḋbairt aṅ ſin; óiṙ do bé ſin an

an tárd mór: míle offráil loisge dofráil Solam ar a naltóir sin.
5. A Ngibeon do taisbénadh an Tighearna a naisling do Sholam ansa noiḋċe; agus a dubhairt Dia, iarr cred bhéaras mé ḋuit.
6. Agus a dubhairt Solam, do ṫaisbéin tú dod ṡearḃḟoġantuiġ Dáibi maṫ trócaire mór do réir mar do ṡiubail sé ad ḟiaḋnuise a bfírinne, agus a ndíreaċ, agus a bfírinntaċ ċroiḋe maille riotsa; agus do ċoiméud tú dó an cinéul mórso, go ttug tú dó mac do ṡuiḋe iona ċaṫaoir ríoġa, mar atá a niuġ.
7. Agus anois a Ṫhighearna mo Ḋhia, do riñe tú Riġ dod ṡearḃḟoġantuiġ a náit Ḋháibi maṫar: agus misi am leanam beag, ní ḟeadaim mé cionnus do raċuinn amaċ, nó do ṫioċfuinn a steach.
8. Agus atá do ṡearḃḟoġantuiġ a lár do ṗobail, noċ do ṫoġ tú, pobal mór naċ féidir áireamh nó ineas ar iomadamlaċ:
9. * Tabair air a naoḃarsin dod ṡearḃḟoġantuiġ croiḋe tuigseaċ, do ḋéanam breiṫeamnuis ar do ṗobail, ċor go ttuigfe mé eidir an maiṫ ⁊ an tolc: óir cia ḟéadas breiṫeamnus do ḋéanam ar do ṗobalsa atá comhmór so? * 2 Croin. 1. 10.
10. Agus do ṫaitin an glór ris an tTiġearna, gur iarr Solam an ní se.
11. Agus a dubhairt Dia ris, do ḃriġ gur iarr tú an ní se, agus nar iarr tú ḋuit féin saoġal fada, agus nar iarr tú saiḋbrios ḋuit féin, agus nar iarr tú bás do námad, as gur iarr tú ḋuit féin tuigse do léirḟaicsin breiṫeamnuis;
12. Féch do riñe mé do réir ṫfocail; féc ṫug mé ḋuit croiḋe glic tuigseaċ, ionnus naċ raiḃ éindoiñe cosmail riot romad, ní mó éireóċus éindoiñe ad ḋiaiġ buḋ cosmail riot.
13. Agus * ṫug mé ḋuit mar an gcéadna an ní naċ ar iarr tú, saiḋbrios aráon agus onóir: ionnus naċ bíaiḋ áon cosmail riot a measc na Ríoġ, * Math. 6. 33. Eagna. 7. 11.
ar feaḋ do laeṫe uile.
14. Agus má ṡiubluiġionn tú am ṡliġṫibsi, do coiméud mo reaċta agus maiṫeanta, mar do ṡiubail * haṫair Dáibi, an sin faideoċaiḋ mé do láeṫe. * Caib. 11.
15. Agus do ṁúscail Solam, agus féuċ dob aisling í: agus ṫáinic sé go Hierusalem, agus do ṡeas a bfiaḋnuise áirce ċuñarṫa an Tighearna, agus ċoffráil sé offrála loisge, agus díoḋbuir sé offrála sioṫċána, agus do riñe sé féusta dhá ṡearḃḟoġantuiġiḃ uile.
16. An sin ṫangadar dias ban, do bí na meirdreaċaiḃ ċum an Riġ, agus do ṡeasadar iona ḟiaḋnuise.
17. Agus a dubhairt bean díob, ó a Ṫhighearna, comnuiġim féin agus an beansa a náonṫiġ, agus rug misi leanam na foċair ansa tiġ.
18. Agus tárla an treas lá tar éis a bearṫa dam, go rug an beansa leanam mar an gcéadna: agus do bámar a bfoċair a ċéile, agus ní raiḃ coimiṫeaċ ar biṫ ar bfarrad ansa tiġ, as sinn féin aráon ansa tiġ.
19. Agus fuáir leanam na mnása bás ansa noiḋċe, tré mar do ṫromluiġ sí air.
20. Agus ḋéiriġ sí san meaḋón oiḋċe, agus rug sí mo mac uaimsi óm ṫaoḃ, ar mbeiṫ dod ḃanóglaiċ na codlaḋ, agus do ċuir sí iona brollaċ é, agus do ċuir sí a leanam marḃ an mo ḃrollaċsa.
21. Agus a nuáir ḋéiriġ mé ar maidin do ṫabairt ciċe dom leanam, féuċ do bí sé marḃ; aċt a nuáir ḋféuċ mé air maidin go glinn air, féuċ ní hé mo mac do bí ann, noċ do rug mé.
22. Agus a dubhairt an bean oile, ní heaḋ aċt is liomsa an mac béo, agus isé an marḃ do macsa: agus a dubhairt sisi, ní heaḋ, isé an marḃ do macsa, agus an béo mo macsa. Marso a deirdis a laṫair an Riġ.
23. An sin a dubhairt an Riġ, a deir sisi so, sé so mo macsa atá béo, agus a sé do macsa an marḃ: agus

gus a deir sí súd, ní headh, ach is é do ṁacsa atá marḃ, agus mo ṁacsa beo.

24. Agus a dubhairt an Ríġ, tugṫar cloiḋeaṁ ċugam; agus tugadh cloiḋeaṁ ċum an Ríġ.

25. Agus a dubhairt an Ríġ, roinnidh an leanabh beo na dhá ċuid, agus tabhraidh leaṫ dáon aca, agus leaṫ don [mnaói] oile.

26. Ann sin do labhair an bhean lear leis an leanabh beo ris an Ríġ, (óir do bhí a hionaṫar ar criot fá na mac féin) agus a dubhairt sí, ó mo ṫiġearna, tabhair dísi an leanabh beo, agus ná marbh é ar ċor: ach a dubhairt an bhean oile, ná bíoḋ sé agamsa nó agadsa, acht roinntear é.

27. Ann sin do ḟreagair an Ríġ, agus a dubhairt sé, tabhraidh dísi an leanabh beo, agus ná marbhaidh ar ċor é; as sí a ṁaṫair í.

28. Agus do ċuala Israel uile an breiṫeamhnas rug an Ríġ, agus do bhí eagla an Ríġ orra: óir do ċonncadar go raibh gliocus Dé ann do dhénamh breiṫeamhnuis.

---

## CAIB. 4.



Ar sin do bhí an Ríġ Solaṁ na Ríġ ós cionn Israel uile.

2. Agus a siad so na priomhsadha do bhí aige. Asariah mac Sádoc an sagart:

3. Elihoreph, agus Ahiah, mic Shisa, na scríbhneóiriḃ: Iehosaphat mac Ahilud na seanċaiḋ:

4. Agus Benaiah mac Iehoiada ós cionn an tslóiġ: agus dob iad Sádoc agus Abiaṫar na sagairt:

5. Agus Asariah mac Nátáain ós cionn na noifigeach: agus bá hé Sabud mac Nátain an priomhoifigeaċ, cara an Ríġ.

6. Agus do bhí Ahisar ós cionn an teaghlaiġ, agus * Adoniram mac Abda ós cionn a náirdcíosa. * Caib. 5. 14

7. Agus do bhádar dá ḟear dhéag doifigeaċaiḃ ag Solaṁ, ós cionn Israel uile, noċ do ṡoláradh beaṫa don Ríġ, agus dá ṫeaghlaċ; do níoḋ gaċ aon aca ullṁugadh ann a mhí féin san mbliadhain.

8. Agus a siad so a nanmanna: mac Hur a sliabh Ephraim.

9. Mac Decar ann Macas, agus ann Saalbim, agus a Mbet-semes, agus a Nelon-bet-hanan.

10. Mac Hesed ann Arubot; is ris do bhean Sochoh, agus dúiṫċe Hepher uile.

11. Mac Abinadab a ttír Dor uile, agá raibh Taphat inghean Sholaimh na mnaói.

12. Baana mhac Ahilud as ris do bhean Taanach, agus Megiddo, agus Bet-sean uile, noċ atá láimh ré Sartana, taoibh síos do Iesreel, ó Bhet-sean go Habel-meholah, go nuige taobh ṫall do Iocneam.

13. Mac Gheber ann Ramot Gilead, ba leis bailte Iair mhic Manasseh, noċ atá a Ngilead: ba leis mar an gcéadna Tír Argob, noċ atá ann Basan, trí fiċid caṫraċ mhór go mballaḋaiḃ, agus go mbarraḋaiḃ prás.

14. Abinadab mhac Iddo, is aige do bhí Mahanaim.

15. Ahimaas do bhí ann Naptali: a sé ṫug mar an gcéadna Basmat inghean Sholaimh na mnaói.

16. Baanah mac Chúsai do bhí ann Aser, agus ann Alot.

17. Iehosaphat mac Paruah ann Isachar.

18. Simei mac Elah ann Beniamen:

19. Geber mac Uri do bhí a ttír Ghileád, a ttír Shihon Ríġ na Namoriteach, agus Og Ríġ Basan; agus dob eision amháin oifigeaċ na tíre uile.

18. Simei

20. Do bí Iúdah agus Israel
lionmhar; mar an ngaineamh bhíos láimh
ris an bhfairrge ar lionmhaireacht, ag ithe,
agus ag ól, agus ag dénamh súgraidh.
Ecclus.47.13. 21. Agus do riaghluigh * Solamh ós
cionn a nuile ríoghachd, ó nabhainn go
crích na bhPhilistíneach, agus go bruach
na Hégipte: do beirdís tiodhlaicthe
leó, agus do rinnedar seirbhís do
Sholamh ar feadh laethe a bheatha.
22. Agus do bé biadh Sholaimh a
ngenló amháin, triochad miosúir do plúr
mhín, agus trí fichid miosúr mi-
ne,
23. Deich ndaimh biatha, agus fichead
damh don ninbhear amuigh, agus céd caora,
taobh amuigh do cháirrfiadhaibh, agus do
pocaibh fiona, agus dfiadhaibh ruadh,
agus déunlaithibh biatha.
24. Oir do bí tighearnas aige ós
cionn na tíre uile don taoibhse don na-
bhainn, ó Thiphsah go fad go Hassah,
ós cionn na Riogh uile don taoibhse
don nabhainn: agus do bí síothchain
aige ann gach uile taobh na tim-
chioll.
25. Agus do chomhnaigh Iúdah agus
Israel go socair gach uile duine fan fí-
neamhain, agus fána chrann fíge féin,
ó Dhan go Beersheba, an fad do mhair
Solamh.
* 2 Croin. 9. 25. 26. Agus do bí ag * Solamh dá fi-
chiod míle mainséar ech da charba-
daibh, agus dá míle déug mar-
cach.
27. Agus dullmhaighedís na hoifigigh
sin biadh do Sholamh an Righ, agus
a nuile ni dá ttigedh go bórd an
Righ Solamh, gach áon aca ann a mí
féin: ni bhíodh éinni dearmaid orra.
28. Do beirdís mar sin eórna,
agus tuighe dá neachaibh, agus dá ngeachaibh
comhlionnta go nuige a náit a mbídís na
[ hoifigigh ] gach duine do réir a úa-
laigh féin.
*Ecclus. 47. 14, 15, 16. 29. Agus tug * Dia gliocus agus
tuigsi do Sholamh go hanmhór, agus
fairsinge chroidhe, amhail mar bhíos an
gaineamh atá ar tráigh na fairge.
30. Agus do sháruigh gliocus Sho-
laimh críonnas chloinne a noirthir uile,
agus gliocus na Hégipte uile.
31. Oir ba glioca é ná daoine an
domhain; ná Etan an Tesrahitech,
agus Heman, agus Chalcol, agus
Darda, clann Mhahol; agus do bí a iom-
rádh ann sa nuile chrích ar gach leathtaoibh.
32. Agus do labhair sé trí míle sean-
focal, agus a dánta do bádar míle
agus a cúig.
33. Agus do labhair sé ar chrannaibh,
ón chrann cédar atá a Lebanon go nui-
ge an Nisoip fásas amach as an
mballa; do labhair sé mar an gcédna
ar ainmhintibh, agus ar chnuimhibh snámh-
acháin, agus ar iascaibh.
34. Agus tangadar do nuile
dhroing déisteacht ré gliocus Sholaimh, ó
Riogaibh an domhain uile do chuala teacht
tar a eagna.

---

CAIB. 5.

AGus do chuir Hiram Righ
Tíor a sheirbhísigh go So-
lamh, a nuair do chualaidh sé
gur ungadar é na Righ a
ionad a athar; óir bá ca-
raid do Dháibhi Hiram a riamh.
2. Agus do chuir * Solamh fios go 1 Croin. 2. 3.
Hiram, ga rádh.
3. Atá a fios agadsa cionnus nar
féud mathair Dáibhi tigh do chur suas
dainm a Thighearna Dé, do bhrígh an
chogaidh do bí na thimcheall ann gach uile
taobh, nó gur chuir an Tighearna faoi
bhonnaibh a chos iad.
4. Ach anois tug mo Thighearna Dia
suaimhnios dhamh ar gach áontaoibh, ionnus
nach bhfuil námhaid ná olc ag teacht
orum.
5. Agus féuch, is mian leam tigh
do chur suas dainm mo Thighearna Dé, mar
do labhair * an Tighearna rem athair * 2 Sam. 7. 13.
Dáibhi ga rádh, do mhac noch chuirfios mé 1 Croin. 22. 10.
ad ionad ann do chathaoir ríoghdha,
cuirfe

ceannaiġe sé tigh súas dom ainmsi.

6. Anois ar a nadhbharsin tabhair aiṫne go ngearrfaid damsa crainn céduir ann Lebanon, agus béid mo ṡeirḃḟoghantuiġiḋsi maille led ṡeirḃḟoghantaibse, agus do ḃéara mé tuárusdal do ṡeirḃiseaċ duitse do réir gaċ a nóirdeoċa tú féin: óir atá a ḟios agad naċ bḟuil eadruinne dáoine agá bḟuil eólus ar adhmad do ġearradh, cosmhuil ris na Sidónianaċaib.

7. Agus tárla a nuair do ċúaluiḋ Hiram briaṫra Sholuim, go ndeárna lúaṫgháire mhór, agus a dubhairt, go madh beannuigh a niugh an Tiġearna, noċ ṫug do Dháibi mac glic ós cionn an ṗobail ṁóirse.

8. Agus do ċuir Hiram fios go Solaṁ, ga rádh, do ṁeas mé na neiṫe air ar ċuir tú fios ċugam, agus do ḋéana mé do ṫoil uile a ttaobh adhmaid Céduir, agus a ttaobh adhmuid giumhuis.

9. Bearuid mo ṁuintirse sios iad ó Lebanon go nuige an bḟairge, agus ceannaiġe mé ar siubal iad ar fairge a mbáduiḃ, go nuige a náit a nóirdeoċa tú dam, agus do bearra mé fa deara a bḟágbháil ann sin, agus glacfa tusa iad: agus coimhlionfa tú mo ṫoil a mbiadh do ṫabhairt dom ṁuinntir.

10. Asarsin ṫug Hiram crainn céduir do Sholaṁ, agus crainn ghiumhuis, mar ba mian leis.

11. Agus ṫug Solaṁ do Hiram fiċċe mile miosúr cruiṫneaċta, mar beaṫa da ṁuintir, agus fiċċe miosúr dola ḟiórghlain: marso do beireadh Solaṁ do Hiram ó bliadhuin go bliadhuin.

Cap. 3. 12. 12. Agus ṫug an Tiġearna eagna do Sholaṁ, * mar do ġeall sé dó: agus do bi siotċáin eidir Sholaṁ agus Hiram: agus do riġnedar aráon ceangal re ċéile.

13. Agus do ṫóg an Riġ Solaṁ éirġe-amaċ ó Israel uile, agus do bi an neirġe amaċ trioċad mile fear.

14. Agus do ċuir sé go Lebanon iad, deiċ mile an sa mi gach re nuair:

do bidis mi a Lebanun, agus dá ṁi san mbaile: agus do bi * Adoniram ós cionn na heirġe-amaċ. * Cab. 4. 6.

16. Agus do bi ag Solaṁ tri fiċċid agus deiċ mile, noċ diomċradh úaluiḋe, agus ceiṫre fiċċid mile snoiġeadóir ann sna sléibtib.

16. Taob amuiġ do na húasaránuiḃ do bi ar oifiġeaċaib Sholuim, noċ do bi ós cionn na hoibre, tri ṁile agus tri ċéad do riaghladh ós cionn na ndaóineadh do oibriġ an sa nobair.

17. Agus dfuágair an Riġ; agus tugadar cloċa móra leó, cloċa mór-luáiġ, agus cloċa snoiġte, do ċur bunaite an tiġe na suiḋe.

18. Agus sáoir Sholuim, agus sáoir Hiram, agus na snoiġeadóiriġ cloch do ṡnoiġeadar iad; mar sin do ġléusadar adhmad agus cloċa do ċur an tiġe súas.

---

# Caib. 6.


Agus * tárla annsa ceaṫramadh céad agus ceiṫre fiċċid bliadhain tar éis ċloinne Israel do ṫeaċt amaċ as tir na Hégipte, ann sa ċeaṫramadh bliadhain do ríoġaċt Sholuim ós cionn Israel, ann sa mi Sif, sé sin an dara mi, do ṫionnsguin sé tiġ an Tiġearna do ċur súas. * 2 Croin. 3. 1.

2. Agus an tiġ do riġne an Riġ Solum don Tiġearna, do bi tri fiċċid cubad ar fad ann, agus fiċċe cubad na leiṫead, agus triocad cubad na áirde.

3. Agus an póirse as coimhe teampuill an tiġe, ba fiċċe cubad a fad, do réir leiṫid an tiġe, agus deiċ ccubaid a leiṫiod as coimhe an tiġe.

4. Agus do riġne sé don tigh

fuinneoga do ṡolus chumhaing.
5. Agus re balla an tiġe gach lin-
taoib do tóg sé seomradha, timcioll
balladha an tiġe fa gcuáirt ei-
dir teampall agus oracuil: agus do
rinne sé seomradha fa gcuáirt.
6. An seomra íasarach do bí cuig
cubaid ar leithne ann, agus an seomra
láir sé cubaid ar leithne, agus an
treas seomra seacht ccubaid ar leithne:
óir don taobh amuigh do rinne sé bárr
deabhtha cumhang fa gcuairt, chum nach
beidis na saltacha ceangailte a mbal-
ladhuibh an tiġe.
7. Agus an tiġ, an tan do bí sé
dá chur suas, do chloich do rinneadh é, ar
na dhénamh réiġ sul tugadh ann sin í:
ionnus nach clos ord, nó tuaġ, nó ball
óirnéisi ar bith iaruinn ann sa tiġ an
fad do bí sé dá chur suas.
8. Do bí dorus an tseomra meadhón-
uiġ ar an ttaobh ndeas don tiġ, agus
do théiġdís suas don tseomra meadhó-
nach le staidhirighibh casda, agus as an
meadhónach don treas seomra.
9. Mar sin do rinne sé an tiġ, a-
gus do chríochnuiġ é, agus do chuir sé
ceann ar an ttiġ le saltachaibh, agus
le bórduibh Céadair.
10. Ann sin do rinne sé seomradha
timcioll an tiġe uile, cuig cubaid
ar áirde: agus do bádar na luiġe
anonn ar an ttiġ le hadhmad Céadair.
11. Agus táinic focal an Tiġ-
earna chum Solaimh dá rádh,
12. A ttaob: an tiġe si atá tú
chur suas, má ṡiubhluiġionn tú am reacht-
uibhse, agus mo bhreitheamhnuis do chur
a ngníomh, agus m'aitheanta uile do choim-
éd, ag siubhal ionnta, coimhlíonfa mi-
* 2 Sam. 7. 13. si mfocal ann sin duitse, noch * do
1 Croin. 22. 10. labhair mé le Dáibhi hathair.
13. Agus biaidh mé am chomhnuiġe
a measg chloinne Israel, agus ní thréig-
fe mé mo pobal Israel.
14. Mar sin do rinne Solamh an tiġ,
agus do chríochnuiġ é.
15. Agus do rinne sé balladha an
tiġe a stiġ do chláruibh Céadair, araon
urlár an tiġe agus na balladha don
taoibh a stiġ, agus dfoluiġ sé taobh
a stiġ iad le hadhmad, agus dfoluiġ
sé urlár an tiġe le cláruibh giuḃ-
uis.
16. Agus do rinne sé fiche cu-
bad ar thaobhuibh an tiġe, an turlár
araon agus na balladha, le cláruibh
Céadair: do rinne sé a stiġ dó iad, don
oracuil ann sa náit ronaomhtha.
17. Agus an tiġ, mar atá an team-
pall atá as a choinne, do bí ceathra-
chad cubad ar fad ann.
18. Agus do bí céadar an tiġe taobh
a stiġ grábálta le cnapuibh, agus
le bláthuibh osguilte: do budh céadar
uile é, ní facus cloch ann.
19. Agus do ġléus sé an tora-
cuil a stiġ ann sa tiġ, do chur áirce
chunnartha an Tiġearna ann.
20. Agus do bí ann sa chuid tosuiġ
don noracuil fiche cubad ar fad, a-
gus fiche cubad ar leithead, agus fiche
cubad ar áirde: agus dfoluiġ sé é
le hór fiorġlan: agus as mar sin
dfoluiġ sé a naltóir Chéadair.
21. Mar sin do chuir Solamh folach
taobh a stiġ don tiġ dór fiorġlan:
agus do rinne sé lanntuóir ag na slab-
radhuibh óir as coinne an Noracuil, a-
gus do chuir folach dór air.
22. Agus dfoluiġ sé an tiġ uile
le hór, nó gur chríochnuiġ sé an tiġ
uile: dfoluiġ sé mar an gcéadna a
naltóir do bí láimh ris a noracuil le
hór.
23. Agus do rinne sé dá Cheru-
bin a stiġ san oracail do chrann ola,
deich ccubaid ar áirde ann gach aon
díobh.
24. Agus do bí cuig cubaid a
sciathán don cherubin, agus cuig
cubaid ann sa sciathán oile don che-
rubin: ón ccuid dob faide amach
daon sciathán go nuige an ccuid dob
ḟaide amach don [sciathán] oile, do
bádar deich ccubaid.
25. Agus do bí deich ccubaid ann
sa Cherubin oile: do bádar an dá
Cherubin daonmhiosúr, agus daonmhéid.
26. Do bí deich ccubaid ar áirde
ann

ann don chérubin, agus as mar sin do bhí ann sa chérubin oile.

27. Agus do shuidhigh sé na chérubinigh ann sa tigh do bhí stigh a stech, agus do * shíneadar na
*Exod. 25: 20. chérubinigh a sciathain amach, iondus gur bhean sciathán aon chérubin díobh ris an mballa, agus gur bhean sciathán an chérubin oile ris an mballa oile: agus do bheanadar na sciatháin ré chéile a meadhon an tighe.

28. Agus dfoluigh sé na chérubinigh le hór.

29. Agus do bhreacuigh sé balladha an tighe uile fa gcuairt le fioghraidhibh breacuighthe chérubinigh, agus chrann pailme, agus lúibíonn osgailte a stigh agus a muigh.

30. Agus dfoluigh sé urlár an tighe lé hór a stigh agus amuigh.

31. Agus do dhorus an noraoil do rinne sé comhladha do chrann ola; ba hé an cúigeadh cuid don [balla] an fándorus agus na hursana.

32. Do bhádar an dá dhorus mar an gcéadna do chrann ola, agus do ghearr sé orra sin breacughadh Chérubinigh, agus chrann pailme, agus bláth osgailte, agus dfoluigh sé iad le hór, agus do sgaoil sé ór ar na chérubinibh agus ar na crannaibh pailme.

33. Mar sin fós do rinne sé do dhorus an teampuill postadha do chrann ola, an ceathramhadh cuid [don balla.]

34. Agus do bhádar an dá dhorus do chrann giumhuis, do bhádar dá dhuilleóig dhoruis díobh ag filleadh, agus dá dhuilleóig dhoruis oile ag filleadh.

35. Agus do ghearr sé [orra sin] chérubinigh, agus crainn pailme, agus bláth osgailte, agus dfoluigh sé iad lé hór cumtha leis a nobair ghearrtha.

36. Agus do chuir sé suas an chúirt a stigh lé trí sreathaibh do chlochaibh snoighthe, agus ré sreath do shailtachaibh Céadair.

37. Ann sa ceathramhadh bliadhain do suidheadh bunáit tighe an tighearna ann sa mí Sif.

38. Agus ann sa naomhadh bliadhain déug a mí Bul (noch as í an tochtmhadh mí) do críochnuigheadh é ann gach uile chuid de, agus réir gach uile chuma de; mar sin do bhí sé seacht mbliadhna dhá dhéanamh.

---

CAIB. 7.



ACh do bhí * Solamh ag déanamh a thighe féin trí bliadhna déug, agus do chríochnuigh sé a thigh uile. *Caib. 9. 10.

2. Do chuir sé suas mar an gcéadna tigh fhoraoise Lebanon, céad cubad do bhí ann ar fad, agus caogad cubad ar leitheadh, agus tríochad cubad ar áirde, ar cheithre shreatha do philéuraibh Céadair, agus sailtacha Céadair ar na piléuraibh.

3. Agus do bhí sé foluighthe lé Céadar ós a chionn ar na sailtachaibh, noch do bhí ar chúig agus cheathrachad piléur; a cúig déug ann gach sreath.

4. Agus do bhádar fuinneoga a ttrí shreathaibh, agus solus ar aghaidh sholuis a ttrí ccúrsa.

5. Agus do bhádar na doirse, agus na postadha ceathairbheannach maille ris na fuinneogaibh: agus do bhí solus ar aghaidh soluis a ttrí ccúrsa.

6. Agus do rinne sé póirse piléur, ann a raibh caogad cubad ar fad, agus tríochad cubad ar leitheadh: agus do bhí an póirse dhá réir sin, agus na piléir eile, agus na sailtacha reompa dhá réir sin.

7. Ann sin do rinne sé póirse don chathaóir ríogha mar a mbiadh ag breitheamhnus, eadhon póirse an bhreitheamhnuis; agus do bhí foluighthe le Céadar ó thaobh don urlár go ttí an taobh oile.

8. Agus a thigh iona raibh sé na com-

comnuiġe, do bí cúirt oile an taob a
stiġ don póirse, noċ do bí don obair
ċéadna. Do riñe Solam tiġ fós din-
* Caib. 3. 1. ġin Pháraó, * (noċ tug sé na mnáoi)
cosmuil ris an bpóirsise.
9. Do bádar so uile do ċloċaib
mórluáiġ do réir miosuir ċloċ snoiġte,
ar na ngearrad le tuirseacaib a stiġ
agus amuiġ, eadhon ó íoċtar go húa-
ċtar; agus mar sin ar an gcuid
amuiġ leṫ ris an gcúirt móir.
10. Agus do bí an bunáit do ċlo-
ċaib mórluáiġ, eadhon cloċa móra, cloċa
do ḋeiċ ccubadaib, agus cloċa do oċt
ccubadaib.
11. Agus do bádar suas cloċa
mórlúaiġ, (do réir miosuir ċloċ
snoiġte) agus Cedair.
12. Agus do bí an ċúirt mór
timċioll fa trí ċúrsa do ċloċaib
snoiġte; agus cúrsa do saltaċaib
cedair: agus an mod ccedna an ċúirt do
bfaide agus steaċ do tiġ an Tiġearna, agus
póirsi an tiġe.
13. Agus do ċuir an Rig Solam
fios, agus tug Hiram as Tior
ċuige.
14. Bud mac baintreabaiġ é, do
ṫreib Naphtali, agus duine do Thior
a aṫair, oibriġṫe a bprás: do bí sé
líonta dintleaċta agus do ṫuigse,
agus glic doibriuġad gaċ uile oibre
prais: agus táinic sé ċum Soluim,
agus do riñe sé a obair uile.
15. Oir do teilg sé dá piléur
a rabadar oċt ccubaid déug an gaċ
piléur díob: agus do tiġeaḋ córda
dá ċubad déug timċioll gaċ piléur
aca.
16. Agus do riñe sé dá ċeann do
prás leaġṫa ré a ccur ar mullach
na bpiléur; áirde ċinn díob cuig cu-
baid, agus áirde an ċinn oile cúig
cubaid.
17. Agus líonrad dobair ċeaṫraiġ,
agus figeċáin dobair slabraiḋ ċum na
gceann do bí ar mullaċ na bpiléur: a
seaċt do ċeann díob, agus a seaċt do
ċeann oile.
18. Agus do riñe sé na piléir,
agus dá ċúrsa fa gcuáirt ar líonobair
díob, dfolaċ na cceann do bí ar an
mullaċ, maille re pomgranataib:
agus is mar sin do riñe sé ris an
gceann oile.
19. Agus na ciñ do bí a mullaċ
na bpiléur, do bádar dobair lile ann sa
bpóirse, ceiṫre cubaid.
20. Agus na ciñ ar a dá piléur
do bí pomgranait orra suas: ṫall as
coiñe an bruiġ laim ris a nobair lín:
agus do bí dá ċéud ann sna pomgrana-
taib na ccúrsadaib timċioll fa gcuáirt
ar an cceann oile.
21. Agus * do ċuir sé suas na * 1 Chron. 3. 17.
piléir a bpóirse an teampuill: agus
do ċuir sé suas an piléur deas, agus
tug sé Iachin dainm air: agus do ċuir
sé an piléur clé suas, agus tug
Boas dainm air.
22. Agus ar mullach na bpiléur
do bí obair lile: mar sin do bí obair na
bpiléur crioċnuiġṫe.
23. Agus * do riñe sé fairrge * Chron. 4. 3.
leaġṫa, deiċ ccubaid ón bruaċ go
ċéile: do bí sí cruinn gaċ ċontaob;
agus do bí cuig ccubaid na háirde,
agus táinic snáiṫe tríoċad cubad ann
a cumpás fa ccúairt timċioll.
24. Agus do bádar cnapáin fá na
bruaċ ag teaċt na timċioll gaċ ċontaob;
a deiċ ann sa ċubad ag teaċt timċioll na
fairrge fa ccuáirt; do teilgiod na mill
a ndá ċúrsa a nuair do teilgeaḋ
é.
25. Do seas sin ar dá dam déug,
a trí ag féuċain budh ṫuáiḋ, a trí ag
féuċain siar, a trí ag féuċain budh
ḋeas, agus a trí ag féuċain soir: agus
do suiḋeaḋ a nfairrge orra suas, agus
do bí a leiṫ deiriḋ uile a steaċ.
26. Agus do bí leiṫeaḋ baise ar
tiuġeadus ann, agus do bí a bruaċ sin ar
na ḋéanam mar bruaċ cupáin maille
re bláṫaib lile: do congmaḋ sé dá míle
báṫ.
27. Agus do riñe sé deiċ mbása
prais; ceiṫre cubaid a bfad bára
díob, ceiṫre cubaid na leiṫiod, agus
trí cubaid na áirde.

28. Agus

28. Agus ar an modhso do bí o-
bair na mbása; agus do bí imle orra,
agus do bí na himle eidir na tras-
nánaibh.

29. Agus ar na himlibh do bí idir
na trasnánaibh do bhádar leomhain, daim,
agus cherubim: agus ar na tras-
nánaibh do bí bása ós a ccionn; agus
do bhádar foirlionta áirithe déanta do
obair tana faói na leomhanaibh agus na
damhaibh.

30. Agus do bí ag gach aon bhása
ceithre roithléin phráis, agus plátadha
práis, agus do bhádar ag na ceithre
coirnéulaibh iomchuir fúta: fan láibhéir
do bí iomcair legtha ag taoibh
gach foirlionta.

31. Agus an béul a stigh ánsa
cheann aige agus súas, do bá cubaid:
ar do bí a béul cruinn do réir oibre
an bhása, cubad go leith: agus mar
an gcédna do bhádar neithe grenta ar
a béul maille re na nimlibh ceathairbhéna-
cha, ni cruinn.

32. Agus do bhádar ceithre roith-
léin fána nimlibh, agus mul na roith-
léan ceangailte don bhása: agus dob é
áirde an roithléin cubad, agus leth
chubad.

33. Agus do bhí obair na roithléan
cosmhail re hobair roithléan carbaid; a
mula agus a ccrúba, agus a
riogthaca, do bhádar uile legtha.

34. Agus do bhádar ceithre gabla
fulaing a cceithre coirnéulaibh an bhása:
agus do bhádar na gabla fulaing sin
don bhása féin.

35. Agus do bí compás cruinn a
mullach an bhása do leathchubad ar áir-
de; agus a mullach an bhása do bhá-
dar a thrasnáin, agus a imle don ni
chédna.

36. Oir ar chlár na gclár sin, a-
gus ar a nimlibh do ghrabháil sé che-
rubim, agus leomhain, agus crainn
pailme, do réir méide gach aoin aca,
agus a bfoirlionta fa gcuáirt.

37. Ar an modhsa do rinne sé na
deich mbása; aon teilgean do bí aca uile,
aon-tomhas, agus aonmhéid.

38. Ann sin do rinne sé deich mbái-
sin práis, do congmhadh báisin díobh
ceathracha bat: agus do bí ceithre
cubaid ann gach aon bháisin, agus báisin
ar gach aon bhása do na deich mbá-
saibh.

39. Agus do chuir sé cúig bhása
ar an ttaoibh ndeas don tigh, agus
cúig ar an ttaoibh clé don tigh: agus do chuir-
sé a nfairrge ar an ttaobh ndeas
don tigh leathtsoir as coinne an taoibhe
ó dheas.

40. Agus do rinne Hiram na lái-
béir, agus na sluáiste, agus na bái-
sinigh: mar sin do chuir Hiram crioch
ar dhenamh na hoibre uile do rinne do'n
Righ Solamh do thigh an Tighearna.

41. An dá pileur, agus an dá
cheannbhulla noch do bí a mullach an dá
pileur, agus an dá lionobair dfolach
an dá cheannbhulla noch do bí ar mullach
na bpileur:

42. Agus ceithre chéud pomgra-
nat don dá lionobair, gédon dá chúrsa
pomgranat da gach lionobair díobh, dfo-
lach an dá cheannbhulla do bí ar mul-
lach na bpileur:

43. Agus na deich mbása, agus
na deich láibhéir ar na básaibh:

44. Agus aon fhairrge amháin, agus dá
dhamh dhéug faói an nfairrge:

45. Agus na potadha, agus na
sluáiste, agus na báisinidhe: agus
na soightighe uile noch do rinne Hiram don
Righ Solamh do thigh an Tighearna, do
bhádar na bprás glanghlan.

46. A réitigh Iordan do theilg an
Righ iad, a bfearann na halmhan bhrdhe
eidir Shuccoth agus Sharthan.

47. Agus dfág Solamh na soigh-
thighe uile gan a ccur a ccomhthrom, do
bhrigh go rabhadar ro iomadamhail; ní
mó frith fios comhthroim an phráis.

48. Agus do rinne Solamh na soigh-
thidhe uile do bhenadh re tigh an Tighearna;
a naltóir óir, agus an bórd óir ar
a raibh an tarán taisbéunta,

49. Agus na coinnleóiridh dóir fíor-
ghlan, a cúig ar an ttaobh ndeas, a-
gus a cúig ar an ttaobh clé as
coinne

coimhe a nóracul, maille ré na bláith-
ib, agus leis na lampaidhibh, agus
leis na tenchaighib óir,
50. Agus na báisinigh, agus na
glantóiridh, agus na cupáin, agus
na spúnoga, agus na túisteóirigh,
dóir fíorghlan, agus na crucadha óir,
a ráon do dhoirsibh an tighe a stigh do
náit ronáomhtha, agus do dhoirsibh an
tighe mar atá an tempall.
51. Mar sin do críochnuigheadh a no-
bair uile do rinne an Righ Solamh do thigh
an Tighearna: agus thug Solamh a steach
* 2 Chroin. 5. 1. na neithe do choisrig * Dáibhi a athair do
Dhia, eadhon an tairgiod, agus an tór
agus na soithighe do chuir sé a measc
ionmhais tighe an Tighearna.

---

## C A I B. 8.

* 2 Croin. 5. 2. AN sin do chruinnigh * Solamh
sinnsir Israel uile, agus
cinn na ttreabh, príomhaithre
chloinne Israel uile, gus an
Righ Solamh ann Ierusalem, go ttugai-
dis súas áirc chúnarta an Tighearna
as cathraigh Dáibhi, si sin Sion.
2. Agus do chruinnigheadar clann Is-
rael uile iad féin gus an Righ So-
lamh ar an bhféusta a mí Ethanim, eadhon
an seachtmhadh mí.
3. Agus tangadar sinnsir Israel
uile, agus do thógbhadar na sagairt a
Náirc súas.
4. Agus thugadar súas áirc an
Tighearna, agus tabernacul an chom-
chruinnigh, agus a nuile soithech náomhtha
do bhí san tabernacul, thugadar na
sagairt agus na Lebhitigh iadsin súas
léo.
5. Agus do bhí an Righ Solamh, a-
gus coimhchruinniughadh Israel uile, noch
do chruinnigh chuige a bhfochair a chéile, a
bhfiadhnuise na háirce, ag iodbhairt
cáorach, agus damh, nár féidir áir-
eamh nó áiriomh ar iomadamlacht.
6. Agus thugadar na sagairt a
steach áirc chúnarta an Tighearna dá
háit féin, go hóracul an tighe, do
náit is rónáomhtha, eadhon faoi sciathán-
aibh na cherubinigh.
7. Oir do leathnuigheadar na cheru-
binigh a ndá sciathán amach ós cionn
áite na háirce, agus dolchadar
na cherubinigh a náirc, agus a maid-
eadha súas.
8. Agus do tharraingeadar amach na
maideadha, ionnus go bhfaicti cinn na maideadha
amach ann sa náit náomhtha as coimhe a
nóracuil, agus ní facus a muigh iad:
agus atáid ann sin gus a niugh.
9. Ni raibh éinni ann sa náirc acht
an * dá chlár chloiche, noch do chuir Máoi-
* Deut. 10. 5. se ann ag Horeb, a nuair do rinne an
Tighearna cunnradh ré cloinn Israel, a
nuair thangadar amach as crich na hé-
gipte.
10. Agus tárla a nuair thanga-
dar na sagairt amach as a náit ro
* Exod. 40. 34. náomhtha, gur lion an * néull tigh an
Tighearna.
11. Ionnus nár fhéadadar na sa-
gairt seasamh do mhinistralacht, tré
an néull: óir do lion glóir an Tigh-
earna tigh an Tighearna.
12. Ann sin do labhair Solamh, a * dubh-
* 2 Croin. 6. 1. airt an Tighearna go náitreochadh sé
a ndorchadus tiugh.
13. Do rinne mise go deimhin tigh
duit do dhénamh coimhnighe ann, áit chinnte
duitsi dfanamhuin ann go bráth.
14. Agus dfill an Righ a aghaidh,
agus do bheannuigh sé coimhchruinniughadh
Israel uile, agus coimhchruinniughadh Is-
rael uile na seasamh.
15. Agus a dubhairt seision, go
madh beannuighthe an Tighearna Dia Israel,
noch do labhair dá bhéul féin rem athair
Dáibhi, agus do chomhlion le na láimh é,
ga rádh.
16. On ló ar ttug mé amach mo
pobal Israel as an Négipt, níor
thog mé énchathair amach as treabhaibh Is-
rael uile do dhénamh tighe lé a mbiadh
m'ainm ann: acht do thog mé * Dáibhi do
* 2 Sam. 7. 8. bheith ós cionn mo phobail Israel.
17. Agus

17. Agus do ḃí sé a ccroiḋe Ḋáibi maṫar tiġ do ḋéanaṁ dainm an Tiġerna Dia Israel.

18. Agus a dubhairt an Tiġerna re Dáibi maṫair, an méid go raib sé ann do ċroiḋe tiġ do ḋéanaṁ dom ainmsi, is maiṫ rinne tú a beiṫ ad ċroiḋe.

19. Giḋeaḋ ni ḋéana tú an tiġ; acht do ṁac, noċ tiucfas as do leasraċ do ḋéana sé tiġ dom ainmse.

20. Agus do ċoiṁlíon an Tiġerna an focal a dubhairt sé, agus d'éiriġe misi suas a náit Ḋáibi maṫar, agus atáim am ṡuiḋe a ccaṫaoir ríoġa Israel, mar do ġeall an Tiġerna, agus do rinne mé tiġ dainm Ṫiġerna Dé Israel.

21. Agus do ṡuiġiḋ mé áit ann sin don Áirc, iona bhfuil cunnraḋ an Tiġerna, noċ do rinne sé rer naiṫriḃ a nuair ṫug sé amaċ as crić na hÉgipte iad.

* 2 Kroin. 6. 13. 22. Agus do ṡeas Solaṁ as * coinne altóra an Tiġerna, a laṫair ċoṁṫionóil Israel uile, agus do leaṫnuiġ sé amaċ a láṁa ċum neiṁe:

* 2 Mac. 2. 8. 23. Agus * a dubhairt sé, a Tiġerna Dia Israel, ni bhfuil Ṡnḋia cosṁuil riot sa neiṁ ṡuás, nó ar talaṁ ṡíos, noċ ċoṁallus cunnraḋ agus trócaire dot ṡeirḃíseaċaiḃ noċ ṡiubluiġios ad laṫair maille re croiḋe iomlán:

24. Noch do ċoṁaill dot ṡeirḃḟoġantaiġ Dáibi maṫair an ni do ġeall tú dó; do labhair tú led ḃéul, mar an gcéadna, agus do ċoṁlíon tú led láiṁ é; mar a tá aniuġ.

25. Ar a naḋbharsin anois, a Ṫiġerna Dia Israel, coṁlíon dot ṡeirḃḟoġantuiġ Dáibi maṫair an ni do ġeallais

* Caib. 2. 4. * 2 Sam. 7. 12. dó, * ga ráḋ, ni teisdeoċa duine uait am raḋarcsa do ṡuiḋe a ccaṫaoir ríoġa Israel; amáin má ḃeiriḋ do ṡliocht aire dá sliġe: ionnus go siubaluid am laṫairse mar do ṡiubhail tusa am laṫair.

26. Agus anois a Ḋia Israel, guiḋim tú, daingnitear ḟocal, noċ do labhair tú red ṡeirḃḟoġantuiġ Dáibi maṫair.

27. Acht an ccoiṁneoċaiḋ Dia go deiṁin ar an ttalaṁ? féuċ ni ġaḃann flaiṫeas, agus flaiṫeas na bhflaiṫeas ionad duit; cá méid ni as luġa ná sin (ḟéudas) an tiġse do rinne mise?

28. Acht ċeana féuċ ar urnaiġ do ṡeirḃḟoġantuiġ agus ar a ġearán, ó a Ṫiġerna mo Ḋia, d'éisteaċt ris an ngáir, agus ris an nurnuiġ noċ guiḋios do ṡeirḃḟoġantuiġ ad ḟiaḋnuise a niuġ.

29. Go bhfoisceoltá do ṡúile leat ris an ttiġso do ló agus d'oiḋċe, eadhon leat ris a náit noċ a dubhairt tú: * biaiḋ mainm ann sin, ionnus go néisteoċa tú ris an nguiḋe ḋéanas do ṡeirḃḟoġantuiġ ann sa náitse. * Deut. 12. 11.

30. Agus éist ri gearán do ṡeirḃḟoġantuiġ, agus do ṗobuil Israel, a nuair do ḋéanuid guiḋe ann sa náitse: agus cluinse ann ionad coṁnuiġ féin ar neaṁ, ⁊ a nuair ċluinfios tú, tabhair maiṫeaṁnus dóiḃ.

31. Má ni duine ar biṫ amoliġeḋ a a naġaiḋ a ċoṁarsan, ⁊ mionna do ċur air, do ṫabhairt air mionnuġaḋ, agus na mionna do ṫeaċt as coinne haltórasa ann sa tiġse:

32. Ann sin cluinsi a bhflaiṫeaṁnus, agus déna breiṫeaṁnus dot ṡeirḃíseaċaiḃ ag damnuġaḋ an ċiontuiġ, do ṫabhairt a sliġeḋ ar a ċeann féin, agus do ġlanaḋ a nfírein ag tabhairt dó do réir a ionnracuis.

33. A nuair buailfiġear do ṗobal Israel síos roiṁe an náṁuid do ċionn gur peacuiġeadar ad aġaiḋsi, agus go bhfillfid a rís ċugad, agus go naidmeoċuid hainm, agus go nguiḋfid, agus go ndéanuid gearán riotsa ann sa tiġse.

34. Ann sin cluinse a bhflaiṫeaṁnas, agus maiṫ peacaḋ do ṗobail Israel, agus tabhair a rís iad don dúṫċe, noċ ṫug tú dá naiṫriḃ.

35. A nuair ḋúnfiḋṫear neaṁ, agus naċ biaiḋ fearṫuinn ar biṫ ann, do ċionn gur ṗeacuiġeadar ad aġaiḋsi: má niḋ ḟiad guiḋe ann sa náitsi, agus hainm-

si

si dadṁáil, agus iompóġ ó na bpe-
caḋ, a nuair smaiṡeochus tú iad:
36. Ansin cluinse a bflaiṫemnus,
agus maiṫ peacaḋ do ṡerḃiseaċ, agus
do ṗobail Israel, go múiniḋ tú dóiḃ
an tslíġe ṁaiṫ iona siubolaid siad,
agus tabhair fearṫuin ansa tír, noċ
ṫug tú dot ṗobal mar oiġreaċt.
37. Má ḃionn gorta ansa tír, má
ḃionn plaiġ, gáoṫ ruaḋ, ceó millteaċ,
lócuistiġ, nó ná mó ḃionn nathair nime; má
ṡuiḋeann a náimhid na mbun, a ndúiṫċe a
ccaiṫreaċ, giḋ bé ar biṫ plaiġ, giḋ
bé ar biṫ eslainte ḃias ann;
38. Giḋ bé urnaiġ nó ġearán do
ḋéantar lé duine biṫ nó le pobal Israel
uile, noċ a mbia a ḟios ag gaċ aon
ḋíob plaiġ a ċroiḋe féin, agus go
leaṫnoċaiḋ amaċ a lámha ċum an
tiġe-si;
39. Ann sin cluinsi a bflaiṫemnus
ann hionad comnuiġ féin, ag maiṫem
dóiḃ, déana agus tabhair da gaċ aon
do réir a sliġeaċ, a bfuil fios a ċroiḋe
agadsa; óir is tusa, tusa amáin
agá bfuil fios croiḋṫeaċ cloinne na
ndaóine uile.
40. Chor go mbia eagla orra ré-
ṁadsa ar feaḋ laeṫe a mbeaṫa ansa
dúiṫċe noċ tug tú dar naiṫrib.
41. Tuilleaḋ oile, a dtáoḃ coiṁi-
ṫeaċ naċ dot ṗobal Israel, aċ ṫiuc-
fas a ccéin ar ġráḋ hanmasa.
42. Óir cluinfid siad iomráḋ han-
ma ṁóirse, agus do láiṁe laidre, agus
do ruiġṫe sinṫe amaċ; a nuair ṫiucfas
sé, agus do ḋéna sé urnaiġ ċum an
tiġe-si.
43. Cluinsi a bflaiṫemnus an hio-
nad comnuiġ féin, agus déana do réir
gaċ éinneiṫe dá niarrfaiḋ an coiṁiṫeaċ
ort: ċor go mbia fios hanma ag
daóinib na talṁan uile, le mbia he-
gla orra, mar atá air do ṗobal Israel,
agus ċor go mbiáid a ḟios aca, an
tiġ so do riṅe misi, gurob ad ainmsi
goirṫear é.
44. Má ṫéid do ṗobal amach do
ċaṫuġaḋ a naġaiḋ a námad, giḋ
bé ball a gcuirfiḋ tú iad, agus go
nguiḋfid ċum an Tiġearna leiṫ ris an
ccaṫraiġ do ṫog tusa, agus a leiṫ
ris an tiġ do riṅe misi dot ainm;
45. Ann sin cluinse a bflaiṫemnus
a nguiḋe, agus a ngearán, agus
cumdaiġ a ccuis.
46. Má niḋ peacaḋ ad aġaiḋ * (óir * 2 Croin. 6.
ni bfuil duine ar biṫ naċ bpeacaiḋeann,) 36.
agus go mbia fearg agad riú, agus Eccle. 7. 22.
go ttoirḃearaiḋ tú don náṁaid iad, ion- 1 Croin. 1.
dus go mbearaid leó a láiṁ iad go tír 8. 10.
na náṁad a bfad nó a bfogus.
47. Giḋeaḋ má ċuiṁnigiḋ orra féin
ansa tír a mbearṫar a láiṁ iad, a-
gus má niḋ aiṫriġe, agus má ġuiḋ-
fiḋ a ngearán ċugadsa a ttír na muin-
tire rug leó a láiṁ iad, ga ráḋ, do
ṗeacaiḋeamar, agus do riṅeamar éigceart,
do riṅeamar go holc;
48. Agus marsin má filliḋ ċugad-
sa le na nuile ċroiḋe, agus le na
nuile anam a ttír an námad, noċ
rug leó a láiṁ iad, agus go nguiḋfiḋ
ċugadsa a leiṫ ré na ndúiṫċe féin,
noċ ṫug tú dá naiṫrib, ris an caṫraiġ
do ṫog tú, agus ris an tiġ do ṫóg
misi dot ainm:
49. Ann sin éist tusa a nguiḋe,
agus a ngearán a bflaiṫemnus an hio-
nad comnuiḋe féin, agus conuim
suas a gcuis.
50. Agus maiṫ don ṗobal do ṗe-
caiḋ ad aġaiḋ, agus a namloiġeaḋ uile
leir sáruiġeadar ad aġaiḋ, agus
tabhair trócaire dóiḃ a laṫair na ndáoine
rug leó a láiṁ iad, ċor go mbia
truaiġe aca san dóiḃ.
51. Óir is iad do ṗobalsa agus
hoiġreaċt iad, noċ ṫug tú amaċ as an
Négipt as lár na fuirnise ia-
rainn.
52. Chor go mbéid do ṡúile fos-
cailte do ġearán do ṡerḃisiġ, agus * 2 Croin.
do ġearán do ṗobail Israel, do ṫa- 4.
bairt áire dóiḃ ansa nuile ni da ngoirfiḋ
ort dá ttáoḃ.
53. Óir do ḋealaiġ tú iad ó beiṫ
a measc dáoine na talṁan uile, do
beiṫ na noiġreaċt agad féin, mar do
tabhair tú lé láiṁ* Ṁháoise do ṡerḃisiġ * Exod. 19.

a

a ttángamar tú an naithreacha *amach as an Négipt, a Thighearna Dia. *Deut. 19.6.

54. Agus is amhlaidh bí, an tan do chríochnuigh Solam beith ag déanamh na hurnaighe uile, agus na nimpidheas cum an Tighearna, d'éirigh sé ás fiadhnuise altóra an Tighearna, ó bheith ar a ghlúnaibh, maille re na lámhaibh leathnuighthe suas chum neimhe.

55. Agus do sheas sé, agus do bheannuigh sé comhchruinniughadh Israel uile do ghuth fhollus ghlan, gha rádh,

56. Go mbeannuighthear an Tighearna, noch tug suaimhneas dá pobal Israel do réir gach éinneithe dar gheall sé; ní theachaidh aon fhocal amháin a bhfailligthe dá ngealladh maith uile, noch do gheall sé le láimh Mhaoise a sheirbhíseach.

57. Go raibh an Tighearna ar Ndia linn, amhail do bhí sé le ar naithribh: ná fágbhadh, agus ná tréigiodh sé sinn.

58. Ionnus go cclaonadh sé ar gcroidhthe chuige féin, do shiubhal iona shlighthibh uile, agus do choimhéad a aitheanta, agus a reachta, agus a bhreitheamhnusa, noch do aithin sé dar naithribh.

59. Agus go raibh na briathrasa agamsa lé nduarna mé athchuinghe a bhfiadhnuise an Tighearna, a ngar don Tighearna ar Ndia do ló agus d'oidhche, chor go ccothochadh sé cúis a sheirbhísigh, agus cúis a phobail Israel gach uile uáir, mar bhias riachdanas orra.

60. Chor go mbia a fhios ag daóinibh an domhain uile, gur bé an Tighearna as Dia, agus nach bhfuil aithearrach ann.

61. Bíodh bhur gcroidhe ar a nadhbhar sin iomlán leis an tTighearna ar Ndia, do shiubhal iona reachtaibh, agus do choimhéud a aitheantadh uile, amhail san ló a niugh.

62. Agus d'offráil *an Rígh, agus Israel uile maille ris, íodhbairt a látháir an Tighearna. *2 Croin. 7. 4.

63. Agus d'ioḋbair Solam íodhbairt offrála síothcána, noch do offráil sé don Tighearna, dá mhíle fichiod dam, agus céud agus fiche míle cáora: marsin do choisrig an Rígh, agus clann Israel uile tigh an Tighearna.

64. An lá sin féin do choisrig an Rígh meadhón na cúirte do bhí as coinne thighe an Tighearna: óir is ann sin do offráil sé íodhbarta loisge, agus offrála bídh, agus méthus na hoffrála síothcána: do chionn go raibh a naltóir *phrasa do bhí a láthair an Tighearna roibheag, do ghlacadh na nofrálach loisge, agus na nofrálach bídh, agus méthus na nofrálach síothcána. *2 Croin. 7. 5.

65. Agus an tansin do rinne Solam féusta agus Israel uile na fochair, coimhthionól mór, ó mar théid tú a steach go Hamath go ruige abhuinn na Hégipte, a látháir an tTighearna Dia seacht lá agus seacht lá, eadhon ceithre lá dhéag.

66. Ar a nochtmhadh lá do chuir sé an pobal ar siubhal, agus do bheannuigheadar an Rígh, agus do chuadar dá lóistinibh go súgach, agus go lúathgháireach a ccroidhe, ar son gach uile maitheasa dá ndearna an Tighearna ar son Dháibhi a sheirbhíseach, agus ar son a phobail Israel.

---

CAIB. 9.

Agus *tárla a nuair do chríochnuigh Solam déanamh thighe an Tighearna, agus thighe an Rígh, agus gach éinneithe dar mhian le Solam do dhéanamh. *2 Croin. 7. 11.

2. Gur thaisbéin an Tighearna do Sholam an dara huáir, *mar do thaisbéin sé é féin dó a Ngibeon. *Caib. 3. 5.

3. Agus a dubhairt an Tighearna ris, do chuala mé do ghuidhe agus hiarratus, noch do rinne tú am fhiadhnuise: do bheannuigh mé an tighso, noch do rinne tú do *chur m'ainm ann go bráth, agus béidh mo shúile agus mo chroidhe ann go síorruidhe. *Caib. 8. 29

4. Agus má shiubhluighiodh tusa am láthair, mar do shiubhail hathair Dáibhi a niomláine chroidhe, agus a bhfírean-


tas,

tús, do ḋéanaṁ gach uile neiṫe dar-
aiṫin misi ḋiot, agus go ccoiṁéadfa
tú mo statuidiġ, agus mo ḃreiṫeam-
nuis.
5. Añ sin daingneochuidh mé caṫaóir
*2 Sam. 12. 7. 12. 1 Croin. 22. 10. do ríoġachta ar Israel go brát, *
mar do ġell mé dot aṫair Dáibi, ga-
ráḋ, ni ṫeisteochuiġ duine uáit ar ċa-
ṫaoir ríoġasa Israel.
6. Acht má filltiġeasi ar éan
ċor ó misi leanmuin, sib féin nó bur
cclañ, agus nach ċoiméudfuide mait-
eanta agus mo statuidiġ, noch do
ċuir mé añ bur bfiaḋnuise, as imtéas,
agus dée oile dadhraḋ, agus seir-
bis do ḋéanaṁ dóib:
7. Añsin ġearrfa misi Israel a-
mach as a nduṫche, noch ṫug mé
Jere. 7. 14. dóib; agus an tiġ so do náomhuiġ mé *
dom ainm, teilgfe mé as mo radharc é,
agus biaḋ Israel na ṡeanfocal, agus
na ḟocal magaiḋ a measg a nuile
ṗobal.
8. Agus an tiġso atá comárd sin,
biáiḋ úaman ar gach ſnduine do ngéa-
baiḋ láiṁ ris; agus béid ag sios-
Deut. 29. 24. urnuiġ, agus a déaruid, * cred fá
Jer. 22. 8. ndearna an Tiġearna so ris a nduṫċe
si agus ris an ttiġso?
9. Agus freagoruid siádsan, do
ċioñ gur ṫréigeadar a TTiġearna Dia,
noch ṫug amach a naiṫre as crich na
hégipte, agus gur ġreamuiġeadar do
ḋeeib oile, agus gur adhradar iad,
agus go ndearnadar serbis dóib:
uimesin ṫug an Tiġearna an tolcsa
orra.
2 Croin. 8. 1. 10. Agus * tárla a gcioñ fiċ-
ciod bliaḋan, tar éis Solaṁ an dá
ṫiġ do ḋénam, tiġ an Tiġearna agus
tiġ an Riġ,
11. (Anois do raḋ Hiram Riġ Tiori
do Sholaṁ croiñ céḋair, agus croiñ
ġiumais, 7 ór do réir a ṁeanman uile)
go ttug Solaṁ añsin do Hiram
fiṫhċe cathrach a gcrich na Galile.
12. Agus ṫáinic Hiram as Tiori
dféuchuin na gcaiṫreach ṫug Solaṁ dó,
agus níor ṫaitniġeadar ris.
13 Agus a dubhairt sé, cred iad
na caiṫreachasa ṫug tú damsa, a ḋear-
brathair? agus ṫug sé Feran Cabul
orra gus a niuġ.
14. Agus do ċuir Hiram ċum an
Riġ sé fiċċiod tallañ óir.
15. Agus isé so fáṫ an ġearrṫa
do ṫóg an Riġ Solaṁ do ḋénaṁ tiġe
an Tiġearna, agus a ṫiġe féin, agus
Millo, agus balla Jerusalem, agus
Hasor, agus Megiddo, agus Geser.
16. Oir do ċuaiḋ Pharao Riġ na
hégipte suas, agus do gaḃ sé Geser
agus do loisg i le teine, agus do marḃ
sé na Cananitiġ do aiṫreiḃ añ sa cca-
ṫruiġ, 7 ṫug sé mar ṫiodhlacaḋ dá in-
ġin do ṁnaoi Sholuim í.
17. Agus do ċuir Solaṁ Geser,
agus Betoron íochtarach súas;
18. Agus Balah, agus Tadmor,
añsa bfásach añsa ḋúiṫċe sin,
19. Agus caiṫreacha an stóruis uile,
noch do bi ag Solaṁ, agus caiṫreacha
dá ċarbaduiḃ, agus caiṫreacha dá
ṁarcsluáġ, agus gach ni ba mian le
Solaṁ do ċur súas añ Jerusalem,
agus a Lebanon agus a bfearañ a
ṫiġearnuis uile.
20. Agus an ṁuintir uile do fág-
baḋ beó do na Hamoritib, do na
Hititib, do na Peresitib, do na Hibitib,
agus dona Jebusitib, nach raiḃ do
ċloiñ Israel,
21. A cclañ do ḟágbadar na ndiáiġ
san tír nach ar fédadar clañ Israel
do scrios uile, orra sin do ṫóg So-
laṁ duiḃċíos serbise daóine gus a
niuġ.
22. Acht do ċloiñ Israel ni déar-
nuiḃ Solaṁ * daóine daora, as do 39.
bádar na bfearuiḃ cogaiḋ, agus na
serbiseaċaiḃ, agus na bprionsadaiḃ,
agus na ccaiptinib, agus na núasa-
ranuiḃ, agus na marcsluáġ aige.
23. Dob iad so na príomhoifigiḋ do
bi ós cioñ oibre Sholuim, cuig céud
agus caogad, agá raiḃ riagail ós
cioñ na ndaoine do oibriġ san
nobair.
24. As * ṫáinic inġean Pharao,
súas as caṫhruigh Dháibhi dhá 11.
ṫiġ

ing féin, nód do tóg Solam di: an-sin do tóg sé Millo.

25. Agus trí huáire san mbliadhain do ìodbradh Solam offrála loisge, agus offrála síothcána air an naltóir do rinne sé don Tighearna, agus do loisg sé túis ar an naltóir do bhí a bhfiadhnuise an Tighearna: mar sin do críochnuigh sé an tigh.

26. Agus do rinne an Rígh Solam cobhlach luingeas a nEzion-Geber, noch atá láimh re hEloth ar chladach na mara ruaidhe a cerich Edom.

27. Agus do chuir Hiram a sherbhisigh ann sa loingeas, loingseoiridh aga raibh eolus na fairrge, a bhfochair sherbhiseach Sholaimh.

28. Agus tangadar go Hophir, agus thugadar ón as sin, ceithre céud agus fichid tallan, agus thugadar chum an Righ Solam é.

CAIB. 10.

2 Cron. 9. 1. Matth. 12. 42. Luc. 11. 31. AGus a nuáir * do chualaidh bainríoghan Sheba clú Sholaimh, agus anma an Tighearna, táinic sí dá dhearbhadh le ceistibh cruáidhe.

2. Agus táinic sí go Hierusalem ré na coimhthionól ro-mhór, maille ré cámhallaibh droimeach spíosraidh, agus iomarcaigh óir, agus clocha uáisle: agus a nuáir tháinic sí mar a raibh Solam, do chomhráidh sí ris fá gach ní dá raibh ann a croidhe.

3. Agus dinnis Solam dhí a ceisteana uile: ni raibh éinni diamhair ag an Righ nach ar innis sé dhi.

4. Agus a nuáir do chonnairc bainríoghan Sheba críonnas Sholaimh uile, agus an tigh do tóg sé,

5. Agus biadh a bhuird, agus suidhe a sheirbhiseach, agus muinntir-thalamh a luchd friothailte, agus a néudaighe, agus fós a ghiollaidhe cupáin, agus a dhul suas mar a ttiaghadh suas go tigh an Tighearna; ni raibh níos mó do spiorad innte.

6. Agus a dubhairt sí ris an Righ, ar fíor a nairthis do chuala misi am dhúthaigh féin ar do ghníomharthaibh, agus ar do chríonnas.

7. Giodhedh níor chreid mé na briathra, nó go ttáinic mé, agus go bhfacadh mo shúile iad; agus féuch níor hinnseadh a leath damh: do sháruigh do chríonnas, agus do shonnus an tuarusgbháil do chuala mé.

8. Is sona atáid do dhaoine, sona atáid so do sherbhisigh, noch sheasas a ccomhnaidhe ad láthair, agus chluineas do chríonnas.

9. Go madh beannuighthe do Thighearna Dia fuáir dúil ionnad dot shuidhiughadh a ccathaoir ríoga Israel: do bhrígh gur ghrádhuigh an Tighearna Israel go bráth, ar an adhbhar sin do rinne sé Righ diot-sa, do dhéanamh breitheamhnais, agus ceirt.

10. Agus tug sí don Righ céud agus fichid tallann óir, agus ro-mhórán spíosraidh, agus cloch uasal: ni tháinic ariamh na dhiaigh níos mó do shaidhbhrios spíosraidh ná an nidh do thug bainríoghan Seba don Righ Solam.

11. Agus cobhlach Hiram mar an gcéudna, noch thug ór ó Ophir, thugadar leó ó Ophir ro-mhórán crann almug, agus cloch uasal.

12. Agus do rinne an Righ do na crannaibh almug piléir do thigh an Tighearna, agus do thigh an Righ, cláirseacha mar an gcéudna, agus ceóla do lucht ceoil: ni tháinic a leithéid sin do chrannaibh almug, ni mó do connarcas iad gus a niugh.

13. Agus tug an Righ Solam do bhainríoghain Sheba a mianna uile, gidh bé ar bith ni dhiarr sí, taobh amuigh dá ttug an Righ Solam di dá tioblaicibh ríoghamhla féin: mar sin do fhill sí, agus do chuaidh dá tír féin, í féin agus a muintir.

14. Anois do bé cothrom a nóir tháinic chum Solaimh a naoinbhliadhain, sé

aosdaċ gur iompóighedar a mná a
ċroidhe, a ndiáigh dée oile: agus ní
raibh a ċroidhe iomlán le na Thighearna
Dia féin, mar do bhí croidhe Dháibhi a
aṫar.

5. Oir do ċuáidh Solam a ndiáigh *
Astaroth bandia na Sidónianach, a-
gus a ndiáigh Milcom adhfuaṫmhuireaċt
na Namoriteaċ.

6. Agus do rinne Solam olc a ra-
dharc an Tighearna, agus níor lean go
hiomlán an Tighearna, mar do rinne
Dáibhi a aṫair.

7. Ann sin do ċuir Solam ionad árd
súas do Chemos gráineamhlaċt Mhoab,
ann sa ċnoc atá ar coinne Ierusalem;
agus do Mholech gráineamhlaċt ċloinne
Ammon.

8. Agus mar an gcéadna do rinne
sé ar son a ban ccoimhthegh uile,
noċ do loisg tuis, agus do rinne ío-
bairt da ndéibh.

9. Agus do bhí an Tighearna fear-
gach re Solam do bhrígh gur iompóigh
a ċroidhe ón Tighearna Dia Israel, *
noċ do taisbeanadh dó fa dhó,

10. Agus * do thug aithne dhó
a ttaobh a neiṫe so, naċ raċadh sé a
ndiáigh dée oile: acht níor ċoimhéd
sé an ní sin do aithin an Tighearna
dhe.

11. Uime sin a dubhairt an Tighearna
re Solam, do bhrígh go ndearna tusa
so, agus nar ċoimhéadais tú mo ċunnradh-
sa, agus mo reachta do aithin mé dhiot,
* fuaidfeoċaidh mise go deimhin an ríogh-
aċt uait, agus do bhéara mé dot sheirbhfo-
ghantaidhe í.

12. Giodhéadh ann do laethibhse ní dhéana
mé é ar son hathar Dáibhi: as fuaid-
feoċa mé í as láimh do mhic.

13. Giodhéadh ní sgarfa mé an ríoghaċt
uile, aċt do bhéara mé treabh amháin
dot mhacsa ar son Dáibhi mo sheirbhfo-
ghantaidhe, agus ar son Ierusalem do
thogh mé.

14. Agus do ċoimhéirigh an Tighearna
námhaid súas a naghaidh Sholaimh, Hadad
an Tedomiteach: do budh do shíol an
Ríogh ann Edom é.

15. * Oir tárla a nuáir do bhí
Dáibhi ann Edom, agus ar ndul súas
do Ioab caiptín an tslóigh, dadhlacadh
na marbh, tar éis gaċ fir firionnaċh
do marbhadh dhó ann Edom:

16. (Oir do fan Ioab sé mhí ann sin, a-
gus Israel uile, no gur ghearr sé a
mach a raibh dfearaibh ann Edom.)

17. Gur theiṫ Hadad, é féin agus
Edomitigh áirighe do sheirbhfoghantaibh a
aṫar maille ris, do dhul don Négipt:
ar mbeiṫ do Hadad fós na leanabh
óg.

18. Agus déirgheadar amaċ as
Midian, agus tangadar go Páran,
agus rugadar daoine léo as Páran,
agus tangadar don Négipt, go Phá-
rao Righ na Hégipte, noċ thug tigh
dhó, agus dórduigh biadh dhó, agus thug
fearann dhó.

19. Agus fuair Hadad fabhar mór
a radharc Pharao, ionnus go ttug
dhó na mhnaoi deirbhṡiúr a mná féin, deirbh-
ṡiúr Thaphenes an bhainrioghan.

20. Agus rug deirbhṡiúr Thaphe-
nes a mhac Genubat dhó, noċ do oil
Taphenes a ttigh Pharao; agus do
bhí Genubat a tteaghlaċ Pharao a
measc mhac Pharao.

21. Agus a nuáir do ċuala Há-
dad san Négipt gur ċodail Dáibhi a
bhfochair a aithreaċ, agus gur marbhadh
Ioab caiptín an tsloigh, a dubhairt Ha-
dad re Pharao, léig dam imtheaċt go
ndeachaidh mé dom thír féin.

22. Ann sin a dubhairt Pharao ris,
aċt créad is easbhaidh ort am foċairsi,
féuċ, as a niarrann tú dul dot thír
féin? agus do fhreagair seision, ní
headh, as ar a son sin léig dam imtheaċt
ar gaċh cheóir.

23. Agus * do ċoimhéirigh Dia námh-
aid oile súas na aghaidh, Rezon mac
Eliada, noċ do theiṫ ó na thighearna Há-
dadezer Righ Sóbah.

24. Agus do ċruinnigh sé daoine
ċuige, agus do rinneadh caiptín ós
cionn buidhne dhe, a nuair do marbh Dáibhi
daoine Shóbah: agus do ċuadar go
Damascus, agus do áitigheadar ann

sin.

* Breith. 2. 13.
* Caib. 3. 5. 9.
* Caib. 6. 12.
* Caib. 12. 15.
* 1 Sam. 8. 14.
* 2 Sam. 8. 3. & 10. 18.

ṡin., agus do bí sé na Ríġ an Damscus.

25. Agus do bí sé na náṁuid ag Israel ar feḋ ṡaoġail Sholuim, taoḃ amuiġ don olc [ do riñe] Hádad: agus do ḟúaṫaiġ sé Israel, agus do bí na Ríġ ós cioñ na Siria.

2 Chr. 13.6. 26. Agus * Ieroboam ṁac Nébat, Ephratiteċ as Sereda, searḃḟoġantuiġ Sholuim ( noċ ar ba ainm a ṁaṫar Seruah baintreaḃaċ.) do ṫóg seision fós a lám súas a naġaiḋ an Ríġ.

27. Agus do bé so an taḋbar as ar ṫóg sé súas a lám a naġaiḋ an Ríġ: do ṫóg Solum Millo, agus do leasuiġ se beárrnaḋa ċaiṫreaċ Dháibi a aṫar.

28. Agus do bí an duine sin Ieroboam na duine árrasa a ngaisgiḋe: agus mar do ċoñairc Solam go raiḃ an tógánaċ tioñscantaċ, do riñe sé úaṫaran de ós cioñ ċúruim ṫiġe Ióseph uile.

29. Agus tárla a núair sin an tan do ċúaiḋ Ieroboam aṁaċ as Ierusalem, go ḃfuáir an fáiḋ Ahiiah an Silóniteaċ é añsa tsliġe: agus do ġab uime ḟloaċ núaḋ, agus do bádar amáon leó féin san ṁaċaire.

30. Agus rug Ahiiah ar a nḟloaċ núaḋ do bí uimesion, agus do réub sé a ndá ċuid déug é.

31. Agus a duḃairt sé re Ieroboam, glacsa deiċ ccuid;óir is marso a deir an Tiġearna Dia Israel, féuċ sgiallfa misi an ríoġaċt as léim Sholuim, agus do béara mé deiċ ttreaba dhuitsi:

32. ( Acht do ġeḃa seision ḟintreaḃ amain ar son mo ṡearḃḟoġantuiġ Dáibi, agus ar son Ierusalem, an ċaṫraċ noċ do ṫoġ mé aṁaċ as treaḃuiḃ Israel uile. )

33. Do ċioñ gur ṫréigiodar mé, agus gur aḋradar Astaroṫ, baindia na Sidónianach, Chémos diá na Moabiteach, agus Milcom dia ċloiñe Ammon, agus nar siubluiġeadar añ mo ṡliġṫibsi do ḋéanaṁ an neiṫe is ceart añ mo raḋarc, agus mo reaċta do ċoiméud, agus mo ḃreiṫeaṁnuis, mar do riñe Dáibi a aṫair.

34. Ar a sonsin, ni ḃeanfa mé an ríoġaċt uile as a láiṁ, aċt do ḋéana mé prionnsa ḋe ar feḋ uile laeṫe a ḃeaṫa, ar son Dáibi mo ṡearḃḟoġantuiġ, noċ do ṫoġ mé, do ḃríġ gur ċoiṁeud sé maiṫeanta agus mo reaċta.

35. Acht * beanfa mé an ríoġaċt as láiṁ a ṁiċ, agus do béara mé duitsi í, eadhon deiċ ttreaba. * Caib. 12. 15.

36. Agus do ḃéara mé aointreaḃ amáin da ṁacsan, ċor go mbia ag Dáibi mo ṡearḃḟoġantuiġ solus roṁam a ccoṁnuiġe añ Ierusalem, an ċaṫraċ do ṫoġ mé dam féin do ċur manma innte.

37. Agus glacfa mé tusa, agus biáiḋ tú ad Ríġ do réir a nuile neiṫe is toil leḋ hanum, agus biáiḋ tú ad Ríġ ós cioñ Israel:

38. Agus is amluiḋ bias, má éisteaḋ tú re gaċ uile ni dá naiṫeonuiḋ misi ḋiot, agus go siuḃoluiḋ tú añ mo ṡliġṫiḃ, agus go nḋéanair an ni bias ceart añ mo raḋarc, do ċoiṁéudaḋ mo reaċta, agus maiṫeanta, mar do riñe Dáibi mo ṡearḃḟoġantuiġ, go mbiáiḋ misi leatsa, agus go nḋéana mé tiġ daingion duit, mar do riñe mé do Dháibi, agus do ḃéara mé Israel duit.

39. Agus cráiḋfiġ mé uime so sliocht Dháibi, aċt ni go brát.

40. Do bí Solum ar a naḋbar sin ag iarruiḋ Ieroboam do ṁarbaḋ: agus ḋeiriġ Ieroboam, agus do ṫeiċ sé don Négipt go Sisac Ríġ na Hégipte, agus do bí sé san Négipt go bás Sholuim.

41. Agus an ċuid oile do ġníoṁraḋ Sholaim, agus a nuile ni dá ndearna sé, agus a ċríonnaċt, naċ ḃfuilid siad sgríoḃṫa a leaḃar ġníoṁraḋ Sholuim.

42. Agus an fad do bí Solum na Ríġ ar Ierusalem ós cioñ Israel uile, do bud * dá ḟiċċiod bliaḋan.

43. Agus do ċoduil Solum a ḃfoċair a aiṫreaḋ, agus do haḋlaiceaḋ é a

*2Crom.10.1. a ccath Dháibhi a athar: agus do bhi * Rehoboam a mhac na Righ ann a áit.

CAIB. 12.

*Caib.11.40. AGus do chuaidh * Rehoboam go Sechem; oir tangadar Israel uile go Sechem do dhéanamh Righ dhe.

2. Agus tárla a nuair do chuala Ieroboam mac Nebat sin, noch do bhi fós * ann sa Negipt, (óir do theith sé as radharc an Righ Solaimh, agus do chomhnaigh Ieroboam ann sa Negipt:)

3. Gur chuireadar fios, agus gur ghoireadar é: agus táinic Ieroboam, agus comhchruinniughadh Israel uile, agus do labhradar re Rehoboam, gá rádh,

4. Do rinne hathair ar ccuing doc-rach: anois é a naidbhairsin dhéanasa seir-
*Caib. 6.7. bhis * docamlach hathar agus a chuing throm, noch do chuir sé oruinne, níos éadtruime, agus do dhéanam seirbhis dhuit.

5. Agus a dubhairt seision riú, imthighidh fós go ceann trí lá, ann sin tigidh a rís chugam. Agus do imthigheadar an pobal.

6. Agus do rinne an Righ Rehoboham comhairle ris na seandaoinibh do sheas a láthair Sholaimh a athar an fad do bhi fós na bheathaidh, agus a dubhairt, cred í bhur ccomhairle le ttiubhra mé freagra ar an muintirse?

7. Agus do labhradarsan dá rádh, má bhionn tú ad sheirbhfoghantuidh ag an muintirse a niugh, agus seirbhis do dhéanamh dhóibh, agus a bhfreagra, agus focail maithe do labhairt riú, ann sin beidhsion na seirbhfoghantuidh agadsa go bráth:

8. As do threig sé comhairle na sean-daoine, noch thugadar dhó, agus do rinne comhairle ris na daoinibh óga do fhás na fochair féin, do sheas na láthair.

9. Agus a dubhairt sé riú, cred an chomhairle do bheirthisi le ttiubhramaois freagra ar an bpobalsa, noch do labhair riom, gá rádh, déna an chuing do chuir hathair oruinne níos éadtruime?

10. Agus do labhradar na daoine óga tháinic suas na fochair, gá rádh, marso labheórus tú ris an bpobalsa do labhair riot, gá rádh, do rinne hathair ar ccuing throm, acht déanasa níos éadtruime dhuinn í; is marso a dhéarfa tú riú: budh reimhe mo mheur bheagsa ná sliasad mathar.

11. Agus anois an tionad ar mhuirionnigh mathair sibh le cuing throim, cuirfe mise a gcionn bhur gcuinge: do smachtaigh mathair sibh le sciursaibh, acht smaicheochaidh mise sibh le sgiursaibh cailgeamhla.

12. Mar sin táinic Ieroboam, agus an pobal uile go Rehoboam an treas lá, mar do órduigh an Righ, dá rádh, tigidh chugam a rís a gcionn trí lá.

13. Agus do fhreagair an Righ an pobal go borb, agus do threig sé comhairle na sean ndaoine, noch tugadar dhó.

14. Agus do labhair riú do réir comhairle na ndaoine óga, dá rádh, do rinne mathair bhur cuing throm, agus cuirfidh mise a ccionn bhur ccuinge; do smachtaigh mathair sibh mar an gcéadna le sciursaibh, act smaicheochaidh mise sibh le sciursaibh cailgeamhla.

15. Uime sin níor éist an Righ ris an bpobal; óir is ón Tighearna do bhí an chúis, chor go ccomhlíonfadh sé a fhocal, noch do labhair an Tighearna ré * *Caib.11.11.
Ahiah an Silonitech, do Ieroboam mac Nebat.

16. Mar sin a nuair do chonncadar Israel uile nach ar éist an Righ riú, do fhreagair an pobal an Righ dá rádh, cred an chuid ronna atá aguinne do Dháibhi? ní mó atá oighreacht aguinn a mac Iesse: [ éirghidhe ] dá bhur lóistinibh, a Israel;

Israel: anois féuc dot tigh féin, a
Dháibi. Marsin do imthigheadar Israel
dá lóistinib.
17. Acht ar son cloinne Israel,
noc do rinne áitreb a ccaithreachaib Iú-
dah do bí Rehoboam na Righ ós a
cciońn.
18. Ann sin do chuir an Righ Reho-
boam Adoram, noc do bí ós cioń an
cíosa, agus do clocadar Israel uile
é le clocaib go bfúair sé bás: uime-
sin do rinne an Righ Rehoboam deithnios
do dul súas ann a charbad do theitheamh
go Hierusalem.
19. Mar sin do chuáidh Israel a na-
ghaidh tighe Dháibi gus a niugh.
20. Agus tárla a nuáir do chúa-
ladar Israel uile Ieroboam do theacht a
ris, gur chuireadar fios, agus gur
ghoireadar é cum an chomthionóil, agus
go ndearnadar Righ de ós cioń Israel
uile: ní raibh éinduine ag leanmhuin tighe
* Caib. 11. 13. Dháibi, as treibh Iúdah * amháin.
21. Agus a nuáir tháinic Reho-
boam go Hierusalem, do chruinnigh sé
tigh Iúdah uile maille re treibh Bhen-
iamin céud agus ceithre fithchid míle
fear togtha, noc do bí na lus cogaidh,
do throid a naghaidh tighe Israel, do
thabhairt na ríoghachta a ris do Rehobo-
am mac Solaimh.
* 2 Croin. 7. 2. 22. Acht táinic * briathar Dé go
Semaiah óglach Dé, gha rádh,
23. Labhair re Rehoboam mac Solaimh
Righ Iúdah, agus re tigh Iúdah agus
Bheniamin uile, agus re fuighioll an
pobail, dha rádh,
24. As mar so a deir an Tighearna,
ní rachthaoi súas, agus ní throidfidhe
a naghaidh bhur ndearbhráithreach clann Is-
rael: filleadh gach éinduine aga dá
thigh féin: óir is uáimse atá an ní si.
Déisteadar san ar a nadhbharsin re
focal an Tighearna, agus dfilleadar
dimtheacht do réir focail an Tighearna.
25. Ann sin do chuir Ieroboam Se-
chem súas ar sliabh Ephraim, agus
do rinne sé comhnaidhe ann, agus dimthigh
amach as sin, agus do chuir sé Penuel
súas.

26. Agus a dubhairt Ieroboam iona
chroidhe, a nois fillfidh an ríoghacht cum
tighe Dháibi.
27. Má théid na daoinesi súas do
dhéanamh iodhbarta a ttigh an Tighearna
ann Ierusalem, annsin iompóchaidh croidhe
na ndaoine a ris é a ttighearna, gon
ar Rehoboam Righ Iúdah, agus marbh-
faid misi, agus rachaid a ris cum Re-
hoboam Righ Iúdah.
28. Do rinne an Righ comhairle é sin,
agus do rinne sé dá láogh óir, agus
a dubhairt sé riu, as ro mór dhaoibhse
dul súas go Hierusalem, * féuchaidh * Exod. 32.
bhur ndée, a Israel, noc tug amach
sibh as crích na Hegipte.
29. Agus do chuir sé áon diobh a
Bbétel, agus do chuir sé an (laogh)
oile an Dan.
30. Agus táinic an ní se na pe-
cadh, óir do chuáidh an pobal [do dhé-
namh umhla] dá laithe so é fad go
Dan.
31. Agus do rinne sé tigh dáitib
árda, agus do rinne sagairt don chuid
dob ísle don pobal, nach raibh do chloinn
Lébhi.
32. Agus dordaigh Ieroboam féus-
ta ann sa nochtmhadh mí, ar an cúig-
eadh lá déug don mí, samhail an fhéus-
ta bhíos ann Iúdah, agus doffráil sé
ar a naltóir (mar sin do rinne sé a
Bbétel) ag déanamh iodhbarta do na
láoghaibh do rinne sé: agus do shuidh
sé a Bbétel sagairt na náiteadh árd do
rinne sé.
33. Marsin doffráil sé ar a nal-
tóir do rinne sé a Bbétel an cúig-
eadh lá déug don nochtmhadh mí, gon ansa
mí do chum sé ó na chroidhe féin: a-
gus dordaigh sé féusta do chloinn Is-
rael, agus do iodhbair sé ar a nal-
tóir, agus do loisg sé tuis uirre.

CAIB.

## CAIB. 13.

Agus féuch, táinic duine le
Dia amach as Iúdah do
réir ṫeagaisg an Tiġearna
go Bétel, agus Ieroboam
na ṡeasamh ag a naltóir do
loisgaḋ túise.
2. Agus do éiġ sé a naġaidh na
haltóra a mbreiṫir an Tiġearna, a-
gus a dubhairt, ó altóir, is marso a
deir an Tiġearna, féuċ, béarṫar leanaṁ
do ṫiġ Dháibi da maḋ hainm * Iosiah,
agus offráilfiḋ sé orrtsa sagairt na
náitreaḋ árd, noċ loisgeas túis orrtsa,
agus loisgfiḋtear cnáma daóine ort.
3. Agus ṫug sé comarṫa úaḋ an
lá sin féin, dá ráḋ, sé so an comar-
ṫa do labhair an Tiġearna, féuċ, sgiall-
fiġṫear an naltóir, agus an luáiṫ-
reaḋ atá uirre dóirtfiġṫear amach í.
4. Agus tárla a nuáir do ċúala
an Ríġ Ieroboam glór óglaiċ Dé, noċ
do ġáir a naġaiḋ na haltóra a Mbé-
tel, gur ċuir sé a lám amach ó nal-
tóir, dá ráḋ, beiriġ air. Agus an lám
do ċuir sé amach na aġaiḋ do ṫiorm-
uiġ sí súas, ionnus nar ḟéud sé a ta-
bhairt ċuige ar a hais a ris.
5. Do scoilteaḋ a naltóir mar an
gcéadna, agus do dóirt an luáiṫreaḋ
amach ó naltóir, do réir an ċomarṫa
ṫug óglaċ Dé re breiṫir an Tiġearna.
6. Agus do ḟreagair an Ríġ, agus
a dubhairt ré hoglaċ Dé, cuir impiḋe
anois ar aġaiḋ do Thiġearna Dé, a-
gus guiḋ ar mo ṡonsa go naisioctar
mo lám dam a ris; agus do ġuiḋ óg-
laċ Dé an Tiġearna, agus do haisiog-
eaḋ a lám a ris don Ríġ; agus do bí
sí mar do bí roimhe.
7. Agus a dubhairt an Ríġ ré hóg-
laċ an Tiġearna, tárr liomsa dom ṫiġ
agus léig do scíṫ, agus do béara
mé tiodhlacaḋ duit.
8. Agus a dubhairt óglaċ Dé ris an
Ríġ, má beir tú dámsa leaṫ do ṫiġe, ni
raċa mé a steaċ leat, ni mó iosas
mé arán nó ibhios mé uisge san náit-
se.
9. Oir is marsin do cuireaḋ do
ċúram orum lé breiṫir an Tiġearna,
ġa ráḋ, ná hiṫ arán, agus ná hibh
uisge, agus narab mó ġillbhus tú an
tsliġe céadna ag pilleaḋ duit.
10. Marsin dfill sé a sliġe oile,
agus nior ġab sé san tsliġe a ttái-
nic sé ag teaċt go Bétel.
11. Anois do bí seanfáiġ na coim-
nuiḋe a Mbétel, agus ṫangadar a
ċlann, agus dinnseadar dó na gnioma
uile do rinne óglaċ Dé an lá sin a
Mbétel: na briaṫra do labhair sé ris
an Ríġ do innseadar iad mar an gcéa-
na dá naṫair.
12. Agus a dubhairt a naṫair riu,
cia hí an tsliġe ionar imṫiġ sé? óir
do ċonncadar cia an tsliġe ionar ġab
óglaċ Dé, noċ ṫáinic ó Iúdah.
13. Annsin a dubhairt sé ré na ċloinn,
cuiriḋ diallaid dam ar assal, agus
do gabadar an tassal dó, agus do
ċuaiḋ uirre.
14. Agus do lean sé a ndiáigh
óglaiċ Dé, agus fuáir sé na ṡuiḋe
faói darrag é, agus a dubhairt sé ris,
an tusa óglaċ Dé, noċ ṫáinic ó Iú-
dah? agus a dubhairt seision, is
mé.
15. Ann sin a dubhairt sé ris, tárr
liomsa don bhaile, agus iṫ arán.
16. Agus a dubhairt seision, ni
ḟéudaim filleaḋ leat, ná dul a steaċ
leat: ni mó iosas mé arán nó ibhios mé
uisce leat annsa náitsi.
17. Oir a dubhraḋ riom re breiṫir
an Tiġearna, ni iosa tú arán, agus
ni ibhe tú uisge annsin, agus ni ḟill-
fiḋ tú san tsliġe céadna ag teaċt mar
ar ġab tú ag imṫeaċt.
18. A dubhairt seision ris, is fáiġ
mise mar an gcéadna mar tusa, a-
gus do labhair aingel re breiṫir an
Tiġearna riom, ġa ráḋ, tabhair leat ar
a ais é dot ṫiġ, go niṫe sé arán,
agus go nibhe sé uisge: as is bréug
do rinne sé ris.

* Righ. 23. 17.

19. Mar sin do ċuáiḋ sé ar a ais leis, agus duaiġ sé arán ann a ṫiġ, agus do iḃ sé uisge.

20. Agus tárla mar do ḃádar na suiḋe ar an gclár go ttáinic briaṫar an Tiġerna ċum a nfáiġ ṫug eision ar a ais.

21. Agus do éiġ sé ar óglach Dé ṫáinic ó Iúdah, ga ráḋ, is mar so a deir an Tiġerna, ar son gur sgrusamuiġ tú béul an Tiġerna, agus nar cumḋaiġ tú a naiṫne do aiṫin do Ṫiġerna Dia díot,

22. Acht go ttáinic tú ar hais, agus go nduáiġ tú arán, agus gur iḃ tú uisge annsa náit, a ttaoḃ a ndubhairt an Tiġerna riot, ná hit arán, agus ná hiḃ uisge; ni tiucfuiḋ do ċorp go huáiġ haiṫreḋ.

23. Agus tárla tar éis a naráin diṫe dó, agus a nuisge dól, gur ċuir sé diallóid ar a nasal dó, eḋon don nfáiġ noċ ṫug sé leis ar a ais.

24. Agus a nuáir do imṫiġ sé, tárla leoman ris ar a sliġe, agus do ṁarḃ sé é: agus do teilgeḋ a ċorp ar a tsliġe, agus do ses an tasal láiṁ ris, agus do ses an leoman mar an gcédna láiṁ ris an ccorp.

25. Agus féuċ do ḃádar daóine ag gabáil láiṁ ris, agus do ċoncadar corp teilgṫe ar a tsliġe, agus an leoman na sesaṁ a bfocus an ċuirp: agus tangadar, agus diṁisioḋar sin ann sa gcaṫraiġ ionar ċomnuiġ an senfáiḋ.

26. Agus an tan do ċúalaidh an fáiġ ṫug ar a ais é ón tsliġe, a dubhairt, sé óglaċ Dé é, do bi esumal do ḃreiṫir an Tiġerna: ar a nadḃarsin do ṫoirbir an Tiġerna don leoman é, noċ do réub, agus do ṁarḃ é do réir ḃreiṫre an Tiġerna, noċ do labhair sé ris.

27. Agus do labhair sé ré na ċloinn ga ráḋ riu, cuiriḋ diallóid dam air a nasal: agus do ċuireḋar diallóid ar a nasal dó.

28. Agus dimṫiġ sé, agus fuáir sé an corp teilgṫe ar a tsliġe, agus an tasal agus an leoman na sesaṁ ag an ccorp: nior iṫ an leoman an corp, agus nior ṁarḃ sé an tasal.

29. Agus do ṫóg an fáiġ suas corp óglaiċ Dé, ⁊ do ċuir ar a nasal é, agus ṫug leis ar a ais é: agus ṫáinic an senfáiġ don ċaṫraiġ dá ċaoineḋ, agus dá aḋlacaḋ.

33. Agus do ċuir sé a ċorp iona uáiġ féin, agus do ċáoiḋeḋar ós a ċionn ga ráḋ, a ṫruaiġe mo ḋerḃraṫair.

31. Agus tárla tar éis é do aḋlacaḋ, gur labhair sé ré na macaiḃ ga ráḋ, a nuáir racus misi déug, ann sin aḋlacaiḋ mé annsa tuama mara bfuil óglaċ Dé aḋlaicṫe; cuiriḋ mo ċnáṁa laiṁ ré na ċnamuiḃ.

32. Oir an glór do ġuaigh sé maille ré breiṫir an Tiġerna a naġaiḋ na haltóra a Bétel, agus a naġaiḋ uile ṫiġeḋ na náiṫeḋ árd, noċ atá a gcaiṫreċaiḃ Shamária, tiucfuiḋ a ccríc go deimin.

33. A ndiáiġ an neiṫesi nior fill Ieroboam ó na ḋroiċsliġe, ass do na daóiniḃ ba hisle do riñe a ris sagairt do na háiṫiḃ árda: gioḋ bé ler báill, do ċoisrigeaḋ seision é, ċum beiṫ na sagairt na náiṫeḋ árd.

34. Agus ṫáinig an nise na peacaḋ do ṫiġ Ieroboam, eḋon dá ġerraḋ amaċ, agus dá scrios ó ḋruim na talman.

*Caib. 1

## Caib. 14.

A namsin do ġlac tinnes Abiah mac Ieroboam.

2. Agus a dubhairt Ieroboam ré na mnaoi, éirigh, guiḋim tú, agus cuir tú féin a naiṫġeannaċ croṫa, ionnus naċ aiṫéntar gur tú

Caib. 15. 29.

tú bean Ieroboam, agus imṫigh go
Siloh: féuċ, atá ansin Ahiiah an
fáiḋ, noċ do innis damsa go mbéinn am
* Righ ós cionn an poballsi. *Caib.11.31.
3. Agus beir leat deiċ mbuilin, a-
gus cácaḋa agus crúiscin mela, a-
gus imṫigh ċuige: innéosuiḋ sé ḋuit
cred imeoċus ar an leanamh.
4. Agus do rinne bean Ieroboam mar
sin, agus ḋéirigh, agus do ċuáidh
si go Siloh, agus táinic go tigh
Ahiiah: as níor ḃféidir le Ahiiah
éinni ḋfaicsin: óir do ḋorċaigheadar a
shúile tre méd a áoise.
5. Agus a dubhairt an Tighearna ré
Ahiiah, féuċ tiocfaiḋ bean Ieroboam
ċugad ḋiarraiḋ neiṫe ort a ttaoiḃ
a mic, óir atá sé tinn: marso agus
marso a ḋéara tú ria: óir is amlaiḋ
biás, a nuair ṫiucfas si a steach, léig-
fiḋ si uirre féin gur bean oile í.
6. Agus is amlaiḋ bí, a nuair do
ċúala Ahiiah torann a cos mar ṫái-
nic si a steċ san doras, go ndubhairt
sé ria, tárr a steċ a bean Iero-
boam, cred fá léigionn tú ort gur
bean oile ṫú? óir do cuireaḋ misi ċu-
gad lé [teachtaireacht] ḋoiligh.
7. Agus imṫigh, innis do Ierobo-
am, is marso a deir an Tighearna
Dia Israel, do bhrigh gur ṫóg misi
tú as measc an bpobalsa, agus go ndéarna
mé prionnsa ḋiot ós cionn mo poḃail
Israel,
8. Agus gur sciall mé an rioghaċt
as ó ṫigh Dháibi, agus go ttug
mé ḋuitsi; agus fós naċ raiḃ tú
mar mo ṡearḃḟoghantuiḋ Dáibi, noċ
do ċoiméud maiṫeanta, agus do lean
mé ré na uile ċroiḋe do ḋéanamh an neiṫe-
si amáin noċ fa ceart am radharcsa,
9. Acht go ndéarna tú olc níos
mó nó gaċ ḋuine dá ttáinic romad; óir
do imṫigh tú, agus do rinne tú ḋuit
féin dée oile, agus íomáighe leaġṫa
dom ḃrosṫugaḋsa ċum feirge, agus
do ṫeilg tú misi táoḃ siar doṫ
ḋruim:
10. Ar a naḋḃarsin féuċ do ḃéara
*Caib.15.29. misi * olc ar thigh Ieroboam, agus

* gearrfa mé amach ó Ieroboam an *Caib.21.21.
té múnus a naghaiḋ an balla, agus 2.Rígh. 9.
an té do cuireaḋ fa iaḋaḋ, agus do 8.
fágḃaḋ ann Israel, agus do ḃéara mé
liom fuiġioll tighe Ieroboam mar bei-
rios duine áoileaċh leis, nó go nimṫi-
ġiḋ sé uile.
11. An té ġeaḃas bás san ċaṫ-
raigh ó Ieroboam, iosaiḋ na madraiġ
é; agus an té ġeabus bás ansa
maċaire, iosaiḋ eunlaiṫ a naéir é: óir
do labhair an Tighearna é.
12. Eirighsi ar a naḋḃarsin, agus
imṫigh doṫ ṫigh féin, agus a nuáir ċuir-
fios tú do ċos a steach san ċaṫ-
raigh do ġeaba an leanamh bás.
13. Agus do ḋéanaiḋ Israel uile
doilġios ar a ṡon, agus adlaicfiḋ
é: óir is eision amáin raċus ó Ie-
roboam ċum na huaige, do ċionn gur
fríṫ annsan do ṫigh Ieroboam ni éigin
maiṫ a ttaoḃ an Tighearna Dia Is-
rael.
14. Os a ċionnsin tóigfiḋ an Tigh-
earna suas ḋó féin Righ ós cionn Israel,
noċ ġearrfus amaċ tigh Ieroboam an
láisin: as cioḋ sin? [do ṫóig sé]
ċeana é.
15. Oir buailfiḋ an Tighearna Is-
rael mar an ngiolcaċ bios a ccriṫ san
uisge, agus benfaiḋ sé Israel as a
ḟearann maiṫ amaċ as an ḋúiṫċe maiṫse, noċ
tug sé dá naiṫribh, agus scaóilfidh
sé ó ċéile iad táoḃ anonn don naḃainn,
do ċionn go ndéarnadar a ngarráin do
ḃrosṫugaḋ an Tighearna ċum feirge.
16. Agus do ḃéara sé Israel uaḋ
ar son peacaḋ Ieroboam, noċ do rinne
peacaḋ, agus ṫug ar Israel peacaḋ
ḋéanamh.
17. Agus ḋéirigh bean Ieroboam, a-
gus ḋimṫigh, agus ṫáinic si go Tir-
sah, agus an tan ṫáinic si ar ṫáir-
sigh an tighe, fuáir an leanamh bás.
18. Agus do adlaiceadar é, agus
do ċáoineadar Israel uile é, do réir
focail an Tighearna, noċ do labhair sé lé
láimh a ṡearḃḟoghantuiḋ Ahiiah an fáidh.
19. Agus an ċuid oile do ġníomh-
raḋ Ieroboam mar do rinne sé cogaḋ,

agus mar do riaġluiġ sé, féuc atáid siad sgriobṫa a leabar croinice Ríoġ Israel.

20. Agus na laéṫa do ḃí Ieroboam na Ríġ do ḃá dá ḃliaḋain agus fiċe: agus do ċoduil sé a bfoċair a aiṫreaḋ, agus do ḃí Nádab a ṁac na Ríġ na áit.

21. Agus do ḃí Rehoboam ṁac Solaiṁ na Ríġ an Iúdah: do ḃí * Rehoboam bliaḋain agus dá ḟiċtiod dáóis a nuair do ṫosuiġ sé beiṫ na Ríġ, agus do ḃí na Ríġ seaċt mbliaḋna déug an Ierusalem, an caṫair do ṫoġ an Tiġearna amaċ as treaḃaiḃ Israel uile, do ċur a anma innte: agus do b'é ainm a ṁaṫar Náamah, Ammoniteaċ. 2. Croin. 12. 13.

22. Agus do riġne Iúdah olc a radharc an Tiġearna, agus do ḃrosduiġeadar é ċum euda le na bpeacaiḃ, noċ do riġneadar ós a nuile olc dá ndearnadar a naiṫre.

23. Oir do riġnedarsan dóiḃ féin áite árda, agus iomháiġeaċa, agus garráin ar gaċ ċnoc árd, agus fáoi gaċ ċrann glas.

24. Agus do ḃádar fós Sodomitiġ ansa ḋúiṫċe, agus do riġnedarsan do réir uile ġráineamlaċta gach ċinéaḋ dar ċuir Dia amaċ roiṁe ċloinn Israel.

25. Agus tárla sa an cúigeaḋ bliaḋan do ríoġaċ an Ríġ Rehoboam, go ttáinic Sisac Ríġ na hÉgipte suas a naġaiḋ Ierusalem.

26. Agus rug sé leis ionnṁus tiġe an Tiġearna, agus ionnṁus tiġe an Ríġ, do rug sé leis ċeana an tiomlán; agus rug leis na * sgiaṫa óir uile noċ do riġne Solam. Caib. 10. 16.

27. Agus do riġne an Ríġ Rehoboam sgiaṫa práis na náit, agus do ċuir sé ar láiṁ ċaiptine an ġárda iad, noċ do ċoiṁéud dorus tiġe an Ríġ.

28. Agus is amluiḋ do biaḋ a nuáir do ṫiag an Ríġ go tiġ an Tiġearna, go niomċraidís an ġárda iad, agus go ttugaidís ar a nais go seomra an ġárda iad.

29. Anois naċ bfuil an ċuid oile do ġníomharaiḃ Rehoboam, agus a nuile ni dá ndearna sé, sgriobṫa a leabar croinice Ríoġ Iúdah?

30. Agus do ḃí cogaḋ eidir Rehoboam, agus Ieroboam ar feaḋ a saoġail.

31. Agus do ċoduil Rehoboam a bfoċair a aiṫreaḋ, agus do hadhlaiceaḋ a bfoċair a aiṫreaḋ é a ccaṫair Ḋáiḃi: agus do b'é ainm a ṁaṫar Náamah, Ammoniteaċ: agus do ḃí Abiam a ṁac na Ríġ na áit.

---

## CAIB. 15.


Nois * an sa noṁaḋ bliaḋain déug do Ríġ Ieroboam mac Nebat do ríoġaiḋ Abiam ós cionn Iúdah. * 2 Croin. 13. 1, 2.

2. Trí bliaḋna do ḃí sé na Ríġ an Ierusalem, agus do b'é ainm a ṁaṫar Maacha inġean Abisealom.

3. Agus do siubail sé a bpeacaiḃ a aṫar uile, noċ do riġne roiṁe: agus ni raiḃ a ċroiḋe iomlán le na Tiġearna Dia, mar ċroiḋe a aṫar Dáiḃi.

4. Giḋeaḋ do ṫug a Tiġearna Dia lóċrann dó an Ierusalem ar son Dáiḃi, do ċur a ṁic suas na ḋiaiġ, agus do daingniuġaḋ Ierusalem:

5. Do ḃríġ go ndearna Dáiḃi an ni fa ceart a radharc an Tiġearna, agus nar fill do leaṫtaoiḃ ó ni ar biṫ dár aiṫin dé ar feaḋ laéṫeaḋ a ḃeaṫa, * aċt aṁáin a ccúis Uriah an Hititeaċ. * 2 Sam. 11. 4. 12. 9.

6. Agus do ḃí cogaḋ eidir Rehoboam, agus Ieroboham ar feaḋ laéṫe a ḃeaṫa.

7. Anois an ċuid oile do ġníomharaiḃ Abiam, agus a nuile ni dá ndearna sé, naċ bfuilid siad sgriobṫa * a leabar croinice Ríoġ Iúdah? agus do ḃí cogaḋ eidir Abiam, agus Ieroboam. * 2 Croin. 13. 3.

8. Agus

8. Agus do ċoduil Abiam agá aiṫribh, agus do aḋlaiceadar é a ccaṫruiġ Dháibi, agus do bí Asa a ṁac na Riġ na áit.

*2 Croin. 14. 1. 9. Agus an ꝺ́ara bficheadmaḋ bliaḋain do Ieroboam Riġ Israel do rioġuiḋ Asa ós cionn Iúdah.

10. Agus do bí sé na Riġ an Ierusalem bliaḋuin agus dá ḟichiod: agus do bé ainm a sean-ṁaṫar Maachah ingean Abiseolam.

11. Agus do riṅe Asa gaċ ní ba maiṫ a raḋarc an Tiġearna, mar do riṅe Dáibi a aṫair.

12. Agus do sgrios sé na Sodomitiġ amaċ as an bfearann, agus do áṫruiġ sé na hioḋuil uile, noċ do riṅeadar.

*2 Croin. 14: 15, 16. 13. Agus mar an gcéadna *Maachah a sean-ṁaṫair, do aṫruiġ sé ise fós ó beiṫ na bainrioġain, do ċionn go ndearna si iomaiġe a ngarrán; agus do sgrios Asa a hioḋal, agus do loisg sé i láim ré habhuinn Cidron.

14. Aċt níor háṫruiġeaḋ na háite arda: giḋeaḋ do bí croiḋe Asa iomlán leis an TTiġearna an fad do ṁair sé.

15. Agus ṫug sé a steaċ go tiġ an Tiġearna na neiṫe do ṫioḋlaic a aṫair, agus na neiṫe do ṫioḋluic sé féin, airgiod, agus ór, agus soiṫiġe.

16. Agus do bí cogaḋ eidir Asa agus Baasa Riġ Israel ar feaḋ a saoġail.

17. Agus do ċuáiḋ Baasa Riġ Israel suas a naġaiḋ Iúdah, agus do ċuir sé Rāmah suas, ċor naċ bfuiġeaḋ áon dul amaċ nó teaċt a steach go hAsa Riġ Iúdah.

18. Ansin do ġlac Asa an fágbaḋ do'n airgiod agus dóir a ndonnuisuiḃ ṫiġe an Tiġearna, agus ionnmus ṫiġe an Riġ, agus ṫug sé a láim a searbhfoġ iad: agus do ċuir an Riġ Asa iad

*2 Croin. 15. 7. go * Ben-hadad mac Tabrimon mic Hésion Riġ na Siria, noċ do bí na ċoṁnuiġe an Damascus, ġa ráḋ,

19. Atá ceangal eadrumsa agus tusa, agus eidir maṫair agus haṫair: féuċ, do ċuir mé ċugad tioḋlacaḋ óir agus airgid; tárr, agus bris hosaḋ re Baasa Riġ Israel ċor go ndéireoċaḋ sé ḋíomsa.

20. Marsin do áontuiġ Ben-hadad lé Riġ Asa, agus do ċuir caiptiniġ a ṡluaiġ do bí aige a naġaiḋ caiṫreaċ Israel, agus do ṁill sé Iion, agus Dan, agus Bel-bet-maaċah, agus Ciṅeroṫ uile, maille re tír Naphtali uile.

21. Agus tárla a nuáir do ċúala Báasa sin, gur éiriġ do ḋéanaṁ oibre a Rámah, agus go ndéarnaiḋ sé coṁnuiġe a dTirsah.

22. Ansin do ċuir an Riġ Asa fúagra ar feaḋ Iúdah uile, (níor coigleaḋ éinduine,) agus rugadar clocha Rámah léo, agus an taḋmaḋ ler ċuir Baasa suas i, agus do ċuir an Riġ Asa suas léo sin Géba Bheniamin, agus Mispah.

23. An ċuid oile do ġníoṁraḋ Asa uile, agus gaċ a ndearna sé, agus na caiṫreaċa do ċuir sé suas, naċ bfuiliḋ siad sgriobṫa a leabar croinice Rioġ Iúdah? giḋeaḋ iona aóis ḟoirfe do bí teinnios cos air.

24. Agus do ċoduil Asa agá aiṫriḃ, agus do haḋlaiceaḋ a bfoċair a aiṫreaḋ a ccaṫruiġ Dháibi a aṫair é: agus do bí a ṁac Iehosaphat na Righ ann a ionad.

25. Agus do ṫosuiġ Nádab mac Ieroboam ar riġe ós cionn Israel annsa dara bliaḋain do Asa Riġ Iúdah: agus do bí na Riġ ós cionn Israel dá bliaḋuin.

26. Agus do riṅe sé olc a raḋarc an Tiġearna, agus do ṡiuḃail sé a sliġe a aṫar, agus iona ṗeacaḋ, lé ttug sé ar Israel peacuġaḋ.

27. Agus do ċoṁċoguir Baasa mac Ahiah do ṫig Isachar ann a aġaiḋ; agus do ṁarḃ Baasa é ann Gibeton, noċ bheanus ris na Philistinib: (óir do ċuir Nádab, agus Israel uile campa ar gaċ táoḃ do Ghibeton.)

28. Eaḋon an treas bliaḋain do Asa Riġ Iúdah do ṁarḃ Baasa é, agus

gus do bhí na Righ iona áit.
29. Agus tárla, a nuáir do bí na
Rig gur buáil se tig Ieroboam uile,
níor fág sé ag Ieroboam áon do léig-
feḋ anál amaċ nó gur sgrios sé é,
* Caib. 14. 10. do réir * ráiḋ an Tiġerna, noċ do
labair sé tre na seirbḟoġantuiġ Ahi-
iah an Siloniteċ:
30. Do ċionn peacaḋa Ieroboam, noċ
do peacaiḋ sé, agus le ttug sé ar
Israel peacuġaḋ, tre na bhrostuġaḋ
ler bhrostuiġ sé an Tiġerna Dia Is-
rael ċum feirge.
31. Anois an ċuid oile do ġniomuiḃ
Nádab, agus a ndearna sé uile, naċ
bfuilid siad scriobṫa a leabar croinice
Rioġ Israel?
32. Agus do bí cogaḋ eidir Asa
agus Baasa Rig Israel ar feḋ a
laeṫe.
33. Ann sa tres bliaḋain do Asa
Rig Iúdah do ṫosuiġ Baasa mac Ahi-
iah beiṫ na Rig ós cionn Israel a
Ttirsah ceiṫre bliaḋna fiċiot.
34. Agus do rinne sé olc a radarc
an Tiġerna, agus do siubail sé a
sliġe Ieroboam, agus iona peacaḋ le
ttug sé ar Israel peacuġaḋ.

## CAIB. 16.

AN sin táinic briaṫar an
Tiġerna go Iehu mac Ha-
nani a naġaiḋ Bhaasa, ga
ráḋ,
2. Ar son gur ṫóg misi
suas tú as an luaiṫreaḋ, agus go
ndearna mé prionsa díot ós cionn mo
pobuil Israel, agus ar siubail tusa
a sliġe Ieroboam, agus ar ċuir tú
dfiaċaiḃ ar mo pobal Israel peacu-
ġaḋ, dom bhrostuġaḋ ċum feirge re
na bpeacaḋuiḃ:
3. Féuċ, sgriosfa misi sliocht Bhá-
asa, agus sliocht a tiġe: agus
* Caib. 15. 29. do ḋéna mé do tiġ cosmuil re tiġ *
Ieroboam mic Nebat.
4. * An té ġebus bás ó Bha-
asa ann sa ċaṫruiġ, íosuid na madruiḋ * Caib. 14. 11.
é: agus an té leision do ġebus bás
ar an maċaire, íosuid éunlaiṫ a naieóir é.
5. Anois an ċuid oile do ġniomraḋ
Bhaasa, agus gaċ a ndearna sé, a-
gus a ċumas, naċ bfuilid siad scri-
obṫa * a leabar croinice Rioġ Is-
rael? * 2 Croin. 16. 1.
6. Mar sin do ċoduil Baasa a
bfoċair a aiṫreaḋ, agus do haḋlaiceaḋh
a Ttirsah é: agus do riaġluiḋ Elah
a mac iona áit.
7. Agus mar an gceḋna lé láimh
an fáidh Iehu mic Hanani, ṫáinic bri-
aṫar an Tiġerna a naġaiḋ Bhaasa,
agus a naġaiḋ a tiġe, eadhon ar son
gaċ uile dá ndearna sé a radarc an
Tiġerna dá bhrostuġaḋ ċum feirge
lé hoibriġṫiḃ a lámh, do ċionn go raibh
cosmuil re tiġ Ieroboam, agus do
ċionn mar do marḃ sé é.
8. Ann sa seiseaḋ bliaḋain fiċiod do
Asa Rig Iúdah do ṫosuiġ Elah mac
Baasa beiṫ na Rig ar Israel ann
Tirsah dá bliaḋain.
9. Agus do ċomċeanguil a seirbiseaċ
féin Simri (caiptin leiṫe a ċarbad)
na aġaiḋ an feḋ do bí ag ól a Ttir-
sah, nó gur ċuir é féin ar meisge
a ttiġ Arsa stiobard a tiġe a Ttir-
sah.
10. Agus do ċuaiḋ Simri a steaċ,
agus do buail é, agus do marḃ é
ann sa seaċtmaḋ bliaḋain fiċiod do Asa
Rig Iúdah: agus do rioġaḋ féin iona
áit.
11. Agus tárla a nuáir do ṫos-
uiġ a rioġas, comluaṫ agus do suiġ
sé iona ċaṫaóir rioġa, gur marbh
sé tiġ Bhaasa uile; níor fágbaḋ
duine aige do múnfaḋ a naġaidh an
balla dá ġaol nó dá ċáirdiḃ.
12. Marso do sgrios Simri tiġ
Bhaarha uile, do réir bréiṫre an
Tiġerna do labair sé a naġaiḋ Bhaa-
sa re Iehu an fáiḋ.
13. Ar son peacaḋ Bhaasa uile,
agus peacaḋ Elah a mic ler peacuiġ-
dar

dar, agus lé ttugadar ar Israel
peacugad, ag brostugad an Tigerna
Dia Israel ċum feirge lé na ndiomái-
nesaib.
14. Anois an ċuid oile do ġniomraib
Elah, agus a ndérna sé uile, naċ
bfuilid siad scriobta a leabar croinice
Riog Israel?
15. Ansa seaċtmad bliadain fiċciod
do Asa Rig Iúdah do bí Simri na Rig
seaċt lá an Tirsah: agus do bádar an
pobal na suide a naġaid Ghibbeton,
noċ do bam leis na Philistinib.
16. Agus an muintir do bí san
ċampa, do ċualadar dá rad, dfeall
Simri, agus fós do ṁarb sé an Rig:
ar a nadbarsin do riġne Israel uile
Rig do Omri caiptin an tsloig ós cionn
Israel an lá sin ansa ċampa.
17. Agus do ċuaid Omri suas ó
Ghibbeton, agus Israel uile maille
ris, agus do suigeadar a naġaid
Thirsah.
18. Agus tárla a nuair do ċonnairc
Simri gur gabad an ċaṫair, go ndeċ-
aid sé go pálás tige an Rig, agus
do ċuir sé tig an Rig tré teine ós
a ċionn, agus déug sé;
19. Ar son a peacaid do peacaid sé a
ndéanam uilc a radarc an Tigerna ag
siubal a slige Ieroboam, agus iona
peacad do riġne sé da taḃairt ar Israel
peacad déanam.
20. Anois an ċuid oile do ġniom-
rad Shimri, agus a nfeall do riġne sé,
naċ bfuilid siad scriobta a leabar
croinice Riog Israel?
21. Ann sin do bádar pobal Israel
roinnte a ndá ccuid, do lean leaṫ an po-
buil Tibni mac Ginat do déanam Rig de;
agus do lean an leaṫ oile Omri.
22. Aċt an ċuid do lean Omri do
buáideadar ar an ccuid oile do lean
Tibni mac Ginat: mar sin fuair Tibni
bás, agus do bí Omri na Rig.
23. Ann sa náonmad bliadain déag ar
fiċciod do Asa Rig Iúdah do tosaig
Omri a riogaċt ós cionn Israel dá blia-
dain déug; do bí sé na Rig a tTirsah
sé bliadna.
24. Agus do ċeannaig sé an cnoc
Sámaria ó Shémer ar dá tallann airgid,
agus do riġne foirgneam ar an gcnoc,
agus do ġoir sé ainm na caiṫreaċ do
riġne sé do réir anma Shemer lér leis
an cnoc, Samária.
25. Aċt do riġne Omri olc a ra-
darc an Tigerna, agus do riġne nios
measa ná a raib roime uile.
26. Oir do siubail sé a slige Iero-
boam mic Nebat uile, agus iona pea-
cad lé ar ċuir sé dfiaċaib ar Israel
peacugad, do brostugad an Tigerna
Dia Israel ċum feirge lé na diomáoin-
esaib.
27. Anois an ċuid oile do ġniomrad
Omri, noċ do riġne sé, agus a ċumas
do taisbein sé, naċ bfuilid siad
scriobta a leabar croinice Riog
Israel?
28. Marsin do ċodail Omri a bfo-
ċair a aiṫreaċ, agus do hadlaiceadh é a
Samária: agus do bí Ahab a mac na
Rig ann a áit.
29. Agus ansa noċtmad bliádain
déug ar fiċciod do Asa Rig Iúdah do
tosaig Ahab mac Omri a beiṫ na Rig
ós cionn Israel a Samária dá bliadain
agus fiċce.
30. Agus do riġne Ahab mac Omri
olc a radarc an Tigerna ós cionn a
nuile Rig do bí roime.
31. Agus tárla, amail agus bud
ni éattrom dósan siubal a bpeacadaib
Ieroboam mic Nebat; go ttug sé
Iesebel ingean Etbaal Rig ná Sidóma-
naċ na mnáoi, agus do imtig, agus
do riġne serbis do Bhaal, agus do
adair sé dó.
32. Agus do tóg sé suas altóir do
Bhaal a ttig Bhaal, noċ do riġne sé
a Samária.
33. Agus do riġne Ahab garrán,
agus do riġne Ahab nios mó do bros-
tugad an Tigerna Dia Israel ċum
feirge, náid Rigte Israel uile do
ċuaid roime.
34. Is iona laeṫib do ċuir Hiel an
Bet-elitech Iericho suas: do ċuir sé
sios a bunáit a [ mbás ] a ċéidġeine

Abiram

Abiram, agus do ċuir na geataḋa súas
a [ mbás ] Shegub a ṁac dob oige,
do réir bréitre an Tiġearna do labair
* Jos. 6.26. sé * tre Iosua mac Nun.

---

## CAIB. 17.

gus a dubairt Elias an Tis-
biteach, noċ do bí dáitreaḃ-
baiḃ Gilead, ré Hahab, *
* Ecclus 48. 3. Seam. 5. 17. mar ṁairios an Tiġearna Dia
Israel a laṫair a seasuimse, ni
biáiḋ drúċt nó fearṫuin ansna bliaḋnaiḃ-
si, aċt do réir mfocail si.
2. Agus táinic briaṫar an Tiġear-
na ċuige, ġa ráḋ,
3. Imṫiġ romaḋ as so, agus éi-
riġ don leiṫ soir, agus folaiġ tú féin
ag an naḃainn Cherit, atá as coinne
Iordan.
4. Agus isé biás, go niobá tú
as an naḃainn : agus do aiṫin misi do
na fiaċaiḃ do ḃeaṫuġaḋ ansin.
5. Ansin diṁṫiġ sé, agus do
rinne do réir bréitre an Tiġearna : óir
diṁṫiġ sé, agus do rinne coṁnuiġ
ag an naḃainn Cherit atá as coinne
Iordan.
6. Agus tugadar na fiaiċ arán,
agus feóil ċuige ar maidin, agus
arán agus feóil tráṫnóna, agus
do iḃ sé a ḋeoċ as an naḃainn.
7. Agus tárla tar eis tamaill
gur ṫiormuiġ an naḃainn uile, do
ċionn naċ raiḃ fearṫuin san tír.
8. Agus ṫáinic briaṫar an Tiġearna
ċuige, ḋá ráḋ,
* Luc 4. 26. 9. Eiriġ, imṫiġ romaḋ go * Sa-
rephat, noċ is le Sidon, agus déan
coṁnuiġ ansin; féuċ do aiṫin misi
do ḃaintreaḃaiġ ansin do ċoṁgṁáil
súas.
10. Ansin ḋéiriġ sé, agus do
ċuáiḋ go Sarephat : agus a nuáir
ṫáinic sé go geata na caiṫreaċ, féuċ
do bí an ḃaintreaḃaċ ann sin ag cruinniu-
ġaḋ maiḋeaḋa : agus do ġoir seision
í, agus a dubairt ria, guiḋim tú, ta-
bair ċugam beagán uisge a soiṫeaċ go
nibe mé deoċ.
11. Agus mar do bí sí ag dul ar
a ċionn, do ġoir sé uirre, agus a
dubairt, guiḋim ṫú, tabair leat greim
aráin ann do láiṁ.
12. Agus a dubairt sisi, mar ṁai-
rios do Thiġearna Dia, ni ḃfuil bairġin
agum aċt lán baise do ṁin a mbaille,
agus beagán ola a gcruisgin : agus
féuċ atáim ag cruinniuġaḋ maide nó ḋó
le ndeiseoċuinn sin ḋam féin agus dom
ṁac, go niṫmis é, agus go ḃfaġa-
máois bás.
13. Agus a dubairt Elias ria, ná
bioḋ eagla ort, imṫiġ, agus déna mar
a dubairt tú, aċt déana ḋamsa bairġin
beag ḋe sin ar ttús, agus tabair
ċuġam í, agus na ḋiáiġ sin deasuiġ
ḋuit féin agus dot ṁac.
14. Oir marso a deir an Tiġearna
Dia Israel, ni caiṫfiġear baille na mi-
ne, agus ni ṫeisdeoċuiḋ do ċruisgin
na hola go tti an lá fá ccuirfiḋ an
Tiġearna fearṫuinn ar an ttalaṁ.
15. Agus diṁṫiġ sisi, agus do
rinne sí do réir mar a dubairt Elias,
agus a duáiġ sí féin agus eision, agus
a tiġ ar feaḋ bliaḋna go hiomlán.
16. Agus níor caiṫeaḋ baille na mine,
⁊ ni mó do ṫeasduiġ do ċruisgin na hola,
do réir ḟocail an Tiġearna, noċ do
labair sé tre Elias.
17. Agus tárla tar éis no nei-
ṫeannso, gur ġlac teinnios mac ṁná an
tiġe, agus do bí a ṫeinnios coṁ-
tromb agus sin, naċ ar fágbaḋ anál
ann.
18. Agus a dubairt sisi ré Helias,
creud é ḋamsa agus ḋuitse, a óglaiċ
Dé? an ttáinic tú ċugam do ġairm mo
ṗeacaḋ ċum mo ċuiṁne, agus do ṁarbaḋ
mo ṁic?
19. Agus a dubairt seision ria,
tabair ḋamsa do ṁac. Agus do ġlac
sé as a broollaċ é, agus rug sé súas
ar lota é, mar a mbioḋ sé féin,

agus do chuir na luighe ar a leabaidh féin é.

20. Agus do ghoir sé ar an tTighearna, agus a dubhairt, a Thighearna mo Dhia, an ttug tú olc fós ar an mbaintreabhaigh a bhfochair a bhfuilim ar cuairt, ag marbhadh a mic?

21. Agus do shín sé é féin ar an leanamh trí huaire, agus do éigh sé chum an Tighearna, agus a dubhairt, a Thighearna mo Dhia, guidhim thú, filleadh anam an leinimh ann a rís.

22. Agus do chúalaidh an Tighearna guth Elias, agus tháinic anam an leinimh ann a rís, agus do aithbheóghuigh sé.

23. Agus do thóg Elias an leanamh, agus rug síos as a tseómra é don tigh, agus thug dá mhathair é: agus a dubhairt Elias, féuch atá do mhac béo.

24. Agus a dubhairt an bhean re hElias, anois aithnighim ar so gur tusa óglach Dé, 7 gur fíor briathar Dé ann do bhéul.

---

## CAIB. 18.



AGus tárla déis mórain do laethibh, go ttáinic briathar an Tighearna go hElias an treas bliadhain ga rádh; imthigh, taisbéin thú féin do Ahab, agus cuirfe misi fearthuinn ar an ttalumh.

2. Agus do imthigh Elias dá thaisbeanadh féin do Ahab: agus do bhí gorta mhór a Samária:

3. Agus do ghoir Ahab Obadiah do bhí na úasarán ar a thigh (anois do bhí eagla an Tighearna go mór ar Obadiah.

4. Oir is amhlaidh do bhí a nuáir do ghearr Iesebel fáidhe an Tighearna amach, gur ghabh Obadiah céud fáidh, 7 gur folaigh iad na ccáogad a nuamhaigh, agus gur bheathaigh sé iad le harán agus le huisce.

5. Agus a dubhairt Ahab ré Obadiah, imthigh fan ttír go nuige gach áon tobar uisge, agus go nuige gach abhainn: do bhféidir go bhfaghmaois féur do choimhéochadh an neich agus an muillidhe béo, go nach ccaillfeamaois ar náirnéis uile.

6. Mar sin do roinneadar an tír eatorra do dhul tríthe: do chuaidh Ahab a slighe leis féin, 7 do chuáidh Obadiah a slighe oile leis féin.

7. Agus mar do bhí Obadiah ann sa tslighe, féuch, tharla Elias dó: agus daithin sé é, agus do thuit ar a aghaidh, agus a dubhairt, an tusa sin mo thighearna Elias?

8. Agus do fhreagair seisean, is mé: imthigh, innis dot thighearna, féuch atá Elias annso.

9. Agus a dubhairt seisean, ciodh do pheacaidh mé, as a ttiubhartá do sheirbhiseach a láimh Ahab dom mharbhadh?

10. Mar mhairios do Tighearna Dia, ni bhfuil crioch nó rioghachd nach ar chuir mo thighearna iarraidh ort ann: agus a nuáir a deirdis, ni bhfuil sé annsin? do bhaineadh sé mionna don chrích nó don rioghacht, nach bhfuaradar thú.

11. Agus a nois a deir tú, imthigh, innis dot thighearna, féuch atá Elias annso.

12. Agus tiucfaidh a ccrích, ar ball a nimtheochaidh misi uáitse go mbéuraidh spiorad an Tighearna thusa leis, ni fheadar cá hionad; agus annsin a nuair thiocfas misi, agus innéosas mé do Ahab, agus nach bhfuighe sé thusa, go muirfidh sé mé; achd misi do sheirbhfoghantuigh atá eagla an Tighearna orum óm óige.

13. Nach ar hinnseadh dom thighearna, cred do rinne mé a nuair do mharbh Iesebel fáighe an Tighearna, mar do fholuigh mé céud fear dfáighibh an Tighearna na ccáogad a núamhuigh, agus mar do bheathaigh mé iad le harán agus le huisge?

14. Agus a nois a deir tú, imthigh,

agus innis dot tiġearna, feuċ atá
Elias annso: agus marḃfiḋ sé mé.
15. Agus a duḃairt Elias, mar
ṁairios Tiġearna na slóġ a laṫair a ses-
sium, taisbéanfad mé féin dó a niug
go deimin.
16. Mar sin do ċuáiḋ Obadiah a
ccoinne Ahab, agus d'innis dó; agus
do ċúaiḋ Ahab a ccoinne Elias.
17. Agus tárla a nuáir do ċo-
nnairc Ahab Elias, go nduḃairt Ahab
ris, an tusa an té buaidhrios
Israel?
18. Agus do freagair seision, níor
buaidhir misi Israel, aċt tusa, agus
tiġ haṫar, mar do ṫréigeabair aiṫeanta
an Tiġearna, agus mar do lean tú Baa-
lim.
19. Anois ar a naoḃarsin, cuir
fios, agus cruinniġ ċugamsa Israel
uile go sliaḃ Carmel, agus fáiḋe
Bhaal, ceiṫre ċeúd agus caogad,
agus fáiḋe na ngarrán ceiṫre ċéud,
noċ itheas ar bórd Iesebel.
20. Mar sin do ċuir Ahab fios ar
ċloinn Israel uile, agus do ċruinniġ sé
na fáiḋe a bfoċair a ċéile go sliaḃ
Carmel.
21. Agus ṫáinic Elias ċum an
poḃail uile, agus a duḃairt sé, cá fad
beiṫise bacaċ idir dá barámhail? má
sé an Tiġearna as Dia, leanaiḋ é; as
má sé Baal, leanaiḋ é sin. Agus níor
freagair an pobal énfocal dó.
22. Ann sin a duḃairt Elias ris an
bpobal, misi, misi féin amáin ṁairios
d'fáiḋiḃ an Tiġearna: aċt atáid fái-
ḋe Bhaal ceiṫre ċeúd agus caógad
fear.
23. Tugaidís dúinn ar a naoḃarsin
dá bulóig, agus togaidísion bulóg
dóiḃ féin, agus dénidís coṫċanna di,
agus cuiridís ar ċonnaḋ í gan teine ar
biṫ fúiṫe: agus dérocuiḋ misi an bu-
lóg oile, agus cuirfiḋ mé ar ċonnaḋ í
gan teine fúiṫe.
24. Agus goirmidsi ar ainm bur
ndeé féin, agus goirfiḋ misi ar ainm
an Tiġearna: agus an Dia freagoras
re teine, bioḋ sé na Dhia. Agus do
freagair an pobal uile, agus a duḃra-
dar, is maiṫ do labair tú.
25. Agus a duḃairt Elias re fái-
ḋiḃ Bhaal, toġuidsi bulóg dáoiḃ féin,
agus dérsuiġid ar ttús í; óir atátaoi
mórán: agus goirid ar anmanna bur
ndée, as ná cuiriḋ teine fáoi.
26. Agus do ġlacadarsan an
bulóg tugaḋ dóiḃ, agus do dérsuiġe-
dar í, agus do ġoireadar ar ainm
Bhaal ó maidin go meaḋon láoi, aġá
ráḋ, ó a Bhaal, éisd linn. As ní
raiḃ guṫ nó ní an biṫ do freagair iad:
agus do lingeadar ar a naltóir do
rinneaḋ.
27. Agus tárla san meaḋon láoi
go ndeárna Elias magaḋ orra, agus
go nduḃairt sé, goiriḋ do hárd; óir
is Dia é; céctar díoḃ atá sé ag
caint, nó atá sé ag tóruiġeas, nó
atá sé iona aistior, nó do bféidir
gur na ċodla atá sé, agus go ccait-
fiḋe a ḋúsgaḋ.
28. Agus do éiġeadarsan go
hárd, agus do ġearradar iad féin do
réir a ngnáṫa le sceinniḃ, agus le
lansaóiḃ, nó gur scinn an fuil amaċ
orra.
29. Agus tárla a nuair do ċuáiḋ
an meaḋon laoi ṫársa, agus go raba-
dar ag fáiġedóireaċt go ham offrála
iodhbartha an tráthnóna; nach
raiḃ guṫ nó aón do freagoraḋ, nó
bfrad toraḋ orra.
30. Agus a duḃairt Elias ris an
bpobal uile, tigiḋ láim riomsa. Agus
tangadar an pobal uile láim ris;
agus do ċuir seision súas altóir an
Tiġearna do bí briste.
31 Agus do ṫóg Elias dá ċloiċ
déug do réir uiḃre treaḃ mac Iacob,
ċum a ttáinic briaṫar an Tiġearna,
ġa ráḋ, * Israel bus ainm duit. *Gen. 32.28.
32. Agus leis na cloċaiḃ do rinne 2 Riogh 17.
sé altóir a nainm an Tiġearna: agus 34.
do rinne sé treinse gaċa taoba don
naltóir commór is ċuirfeoċaḋ dá mio-
súr síl.
33. Agus do fadóiġ sé an co-
nnaḋ, agus do ġearr sé an bulóg,
agus

agus do ċuir na cotċaib ar an ccu-
ñaḋ i, agus a dubhairt, líonaiḋ cei-
ṫre báille le huisce, agus dóirtiḋ
ar an nofráil loisge, agus ar an
ccuñaḋ.
34. Agus a dubhairt a ris, déanaiḋ
sin an dara huair: agus do rinneadar
sin an dara huair. Agus a dubhairt
seision, déanaiḋ an treas uair; agus
do rinneadar sin an treas uair.
35. Agus do rioṫ an tuisge tim-
ċioll na haltóra, agus do líon sé
an treinse fós le huisge.
36. Agus tárla a nam ofrála
iodbaṫa an tráṫnóna, go ttáinic
Elias an fáiḋ a bfogus, agus go
ndubhairt sé, a Thiġearna Dia Abraham,
Isaac, agus Israel fionṫar a niuġ
gur tusa as Dia a Nisrael, agus
gur misi do ṡearbfoġantuiġ, agus go
ndearna mé na neiṫesi uile ar do rá-
ḋasa.
37. Eisd riom, a Thiġearna, eisd
riom, ċor go naiṫeonuiḋ an pobalsa
gur tú an Tiġearna Dia, agus gur
iompóiġ tú a ccroiḋṫe ar a nais a
ris.
38. Añ sin do ṫuit teine an Ti-
ġearna, agus do dóiġ sí an nofráil
loisge, agus an cuñaḋ, agus na
cloċa, agus an luaiṫreaḋ, agus do
liġ suas an tuisge do bí san trein-
se.
39. Agus a nuair do ċoncadar an
pobal uile sin, do ṫuiteadar ar a
naiġṫib, agus a dubradar, sé an
Tiġearna féin Dia, sé an Tiġearna
féin Dia.
40. Agus a dubhairt Elias riú,
gabuiḋ faiġe Bhaal, ná léigiḋ aon
díob as: agus do ġlacadar iad,
agus rug Elias síos iad go habuinn
Cison, agus do marb sé añsin iad
uile.
41. Agus a dubhairt Elias re Ahab,
eiriġ si suas, iṫ, agus ib; óir atá
toran iomad fearṫana añ.
42. Marsin do ċuaiḋ Ahab suas
diṫe, agus dól, agus do ċuaiḋ Eli-
as suas go mullach Carmel, agus
do ṫeilg sé é féin síos ar an tta-
lum, agus do ċuir a aġaiḋ eidir a
ġlúinib.
43. Agus a dubhairt sé re na óglaċ,
imṫiġe suas anois, agus féuċ leaṫ
ris an bfairge: agus do ċuaiḋ sé
suas, agus dféuċ sé, agus a
dubhairt, ni bfuil éin ni añ: agus a du-
bhairt seision, eiriġ a ris seaċt nuái-
re.
44. Agus tárla ar an seaċtmaḋ
uair go ndubhairt sé, féuċ atá néull
beag ag éiriġe as an bfairge, cosmuil
re láim duine. Agus a dubhairt seision,
imṫiġ suas, abair re Ahab, ullmuiġ
do ċarbad, agus imṫiġ síos, ċor
naċ ttoirmiósgfuiḋ an fearṫuin tú.
45. Agus tárla ar a bfadsin go
raib neaṁ dorċa lé néullaib, agus lé
gaoiṫ, agus do bí fearṫuin romór
añ: agus do ċuaiḋ Ahab na ċarbad,
agus do ċuaiḋ sé go Iesreel.
46. Agus do bí lám an Tiġearna ar
Elias, agus do ċriosluiġ sé suas a
leasraċ, agus do rioṫ roiṁe Ahab
go dul a steaċ go Iesreel.

## CAIB. 19.


Gus dinis Ahab do Iese-
bel gaċ a ndearna Elias,
agus fós mar do marb sé
na faiġe uile leis an ccloi-
deaṁ.
2. Añ sin do ċuir Iesebel teaċtaire
go Helias ga ráḋ, go ndéanuid na
dée marsin agus tuilleaḋ fós, muna
ndearna misi do beaṫasa mar beaṫa duine
díobsan fói namso a máraċ.
3. Agus a nuair do ċonnairc seision
sin, déiriġ sé, agus dimṫiġ ar son a
anma go ttáinic go Bersaba, noċ
beanas re Iudah, agus dfág a óglaċ
añsin.
4. Acht dimṫiġ sé féin uiḋe lae

a steaċ annsa bhfásaċ, agus ṫáinic agus do ṡuiġ sios faoi ċrann Iuniper: agus diarr sé dhó féin bás dfaġáil, agus a dubhairt, as lór anois a Ṫiġearna, beir leat manum: óir ni ḟearr misi ná maiṫreaċa.

5. Agus mar do luiġ sé faoi ċrann Iuniper, agus do ċoḋuil, féuċ do ċorruiġ aingiol é annsin, agus a dubhairt ris, éiriġ, agus iṫ.

6. Agus damhairc seision, agus féuċ, do bhi bairgin do bruiṫeaḋ ar an ngríosuiḋ, agus cruiscin uisge agá ċeann, agus a duáiġ sé, agus do ib sé, agus do luiḋ sé sios arís.

7. Agus ṫáinic aingeal an Tiġearna a ris an dara huáir, agus do ċorruiġ é, agus a dubhairt, éiriġ, agus iṫ, do briġ go bhfuil an tsliġe ro fada agad.

8. Agus déiriġ seision, agus a duáiġ sé, agus do ib sé ni, agus do ċuáiḋ a neart an bhiḋ sin ceaṫraċad lá agus ceaṫraċad oiḋċe go Hóreb sliab Dé.

9. Agus ṫáinic sé annsin go húamuiġ, agus do rinne sé comnuiḋe ann: agus féuċ, ṫáinic briaṫar an Tiġearna ċuige, agus a dubhairt ris, cred atá tú déanam annso, a Elias?

10. Agus a dubhairt seision, do bhi mé ró éudmur ar son an Tiġearna Dia na slóġ: óir do ṫréigeadar clann Israel do ċunnraḋ, do ṫeilgeadar sios haltóra, agus do ṁarbadar ṫfáiġe leis an ccloiḋiom; agus misi, misi amáin ar fágbaḋ ḋiob, agus atáid ag * iarruiḋ manma do buain asum. *Romh. 11 3.

11. Agus a dubhairt seision, imṫiġ amaċ, agus seas ar a tsliabh as coinne an Tiġearna. Agus féuċ, do ġab an Tiġearna ṫairis, agus do réub gáoṫ ṁór láidir na sléibte, agus do brisead na mbloġuiḃ na cairge roimhe an tTiġearna; acht ni raibh an Tiġearna annsa ġaoiṫ: agus a ndiáiġ na gaoiṫe criot talman, acht ni raib an Tiġearna annsa ċriot talman:

12. Agus a ndiáiġ an ċreaṫa talman teine; acht ni raib an Tiġearna san teine: agus tar éis na teineaḋ guṫ suáimneaċ cáol.

13. Agus is amhluiḋ bhi, a nuáir do ċualuiḋ Elias é, annsin dfoluiġ sé a aġaiḋ iona ḟalluing, agus do ċuaiḋ amaċ, agus do ṡeas a ndul a steach na húama; agus féuċ ṫáinic guth ċuige, agus a dubhairt, cred do ni tú annso a Elias?

14. Agus a dubhairt seision, do bhi mé ro éudmar ar son an Tiġearna Dia na slóġ: do briġ gur ṫréigeadar clann Israel do ċunnraḋ, gur ṫeilgeadar sios haltóra, agus gur ṁarbadar ṫfáiġe leis an ccloiḋeamh; agus misi, misi amáin ar fágbaḋ ḋiob, agus atáid ag iarruiḋ manma do buáin asum.

15. Agus a dubhairt an Tiġearna ris, éiriġ, fill ann do sliġe go fásach Damascus: agus ar tteacht ḋuit ung Hasael do beiṫ na Ríġ ós cionn na Siria:

16. *Agus Iehu ṁac Nimsi ungfas tú do beiṫ na Ríġ ar Israel, agus * Elisa ṁac Saphat ó Ábel-meholah ungfas ṫú na ḟáiḋ ad áit féin. *2 Righ. 9. 1. 3. Eccles. 48.8. *Luc. 4. 27.

17. Agus tiucfuiḋ a ccríċ, gioḋ bé raċus ó ċloiḋeam Hasael go muirbfiḋ Iehu é: agus gioḋ bé raċus ó ċloiḋiom Iehu, go muirbfiḋ Elisa é.

18. * Acht ċeana dfág misi agum féin seacht míle ann Israel, na glúine uile nar ṡleacht do Bháal, agus gaċ uile béul nar ṗóg é. *Rom. 11. 4.

19. Mar sin dfág sé sin, agus fuair sé Elisa mac Saphat noċ do bhi ag treabaḋ, agus dá ċonglán déug dam roimhe, agus eision ag an dara dam déug; agus do ġab Elias ṫairis, agus do ṫeilg a ḟalluing air.

20. Agus dfág seision na daim, agus do rioṫ a ndiáiġ Elias, agus a dubhairt sé, guiḋim ṫú léig ḋam maṫair agus mo ṁaṫair do ṗógaḋ, agus annsin leanfuiḋ mé ṫú. Agus a dubhairt seision, imṫiġ ar hais a ris: óir cred do rinne misi riot?

21. Agus dfill seision a ris uaḋ, agus do ġlac sé cúpla dam, a-

gus

gur do mharbh sé iad, agus do bhruith an nfeóil le culaidh na ndamh, agus thug do na daoinibh, agus a duadar: ann sin déirigh sé, agus do chuaidh a ndiáigh Elias, agus do rinne ministralacht dó.

---

## CAIB. 20.

AGus do chruinnigh Ben-hadad Righ na Siria a shluagh a cceann a chéile, agus dá Righ agus triochad na fochair, agus eich, agus carbaid: agus do chuaidh suas, agus do shuigh sé timchioll Shamária, agus do throid na haghaidh.

2. Agus do chuir techta go hAhab Righ Israel don chathraigh, agus a dubhairt ris, marso a deir Ben-hadad,

3. Is liomsa haigiod, agus fós do mhná, agus do chlann romhaith is liomsa iad.

4. Agus do fhreagair Righ Israel, agus a dubhairt, mo thighearna a Righ, do réir mar a deir tú as leat misi agus a bhfuil agum.

5. Agus tangadar na teachta a ris, ga rádh, mar so a deir Ben-hadad, ga rádh, bíodh gur chuir mé fios chugad ga rádh, do bhéara tú damhsa haigiod, agus hór, agus do mhná, agus do chlann:

6. Giodhedh cuirfe mé mo mhuintir timchioll a namarach márach, agus spionfaid do thigh, agus tighthe do mhuintire; agus sgéo biaf de, gach uile ni is taitneamhach led shúilibhse, cuirfidsion é na láimh féin, agus béurfaid leó é.

7. Ann sin do ghoir Righ Israel sinnsir na criche uile, agus a dubhairt, gnóidhim sibh, comharthaigh, agus féuchaidh mar iarrus an fearsa urchóid; óir do chuir sé fios chugamsa ar mo mhnáibh, agus ar mo chloinn, agus ar mhaighiod, agus ar mo chuid óir, agus níor dhiúlt mé é.

8. Agus a dubhradar na sinnsir, agus an pobal uile ris, ná héist ris, agus na haontaigh dó.

9. Uime sin a dubhairt sé ris na teachtaibh, innsigh dom thighearna don Righ an méid ga ar chuir tú fios chum do sheirbhfoghantaigh an chéud uair do dhéanadsa é: acht an nisé ní féudaim a dhénamh. Agus do imthigheadar na teachta, agus rugadar freagra chuige sin a ris.

10. Uime sin do chuir Ben-hadad fios chuige, agus a dubhairt, go ndéarnaid na dée sin riomsa, agus mós mó fós, má lionann luaithreadh Shamária lán duirn do gach duine dá bhfuil am fochairse.

11. Agus do fhreagair Righ Israel, agus a dubhairt, innis dó, ná déanadh an té chrioslaigheas [ a éideadh ] ga mhoidheamh as féin, do nós an té do chuireas de é.

12. Agus tárla a nuair do chuala Ben-hadad an teachtaireachtsa ( mar do bhí sé ag ól, é féin agus na Righthe oile ann sna páilliúnaibh ) go ndubhairt sé re na mhuintir, gluaisigidh: agus do gluaiseadar a naghaidh na cathrach.

13. Agus féuch? tháinig fáigh go hAhab Righ Israel, gá rádh, is marso a deir an Tighearna, an bhfaca tú an tiomadh slóigh moirsi, féuch, do bhéura misi ad láimh iad a niugh, agus biáidh a fhios agad gur mé an Tighearna.

14. Agus a dubhairt Ahab, cia leis? agus a dubhairt seision, marso deir an Tighearna, eadhon le hógaibh prionnsadh no ccóigeadh. Ann sin a dubhairt sé, cia óirdeochus an cath? agus do fhreagair seision, tusa.

15. Ann sin do áirimh sé óga prionnsadha na ccóigeadh, agus do bhádar dá chéud agus triochad agus a dó: agus na ndiaighsin do chomhair sé an pobal uile, eadhon clann Israel uile, noch do bhí na seacht míle.

16. Agus do chuadar amach san meadhon laoi: acht do bhí Ben-hadad ag ól ga chur féin ar meisge ann sna páilliúnaibh, é féin agus na Righthe,

an

an dá Ríġ déug ar ḟiċċiod do ḃi ag
cunġaṁ leis.
17. Agus do ċúadar daóine óga
ṗrionnsaḋ na ccóigeaḋ amaċ ar ttús,
agus do ċuir Ben-hadad [daóine]
amach, agus dinnsiodar dó, ġa ráḋ,
tangadar daóine amaċ as Samária.
18. Agus a duḃairt seision, mas
go síoṫċánta tangadar amaċ, gabuiḋ
béo iad; nó mas do ċaṫuġaḋ tigid
amaċ, gabuiḋ béo iad.
19. Ansin tangadar óganaigh
ṗrionnsaḋ na ccóigeaḋ amaċ as an ccaṫ-
raiġ, agus an slúaġ do lean iad.
20. Agus do ṁarḃadar gaċ aon
aca a ḋuine, agus do teiṫeadar na
Siriannaiġ, agus Israel na ttóraiġeaċt:
agus do ċuáiḋ Ben-hadad Ríġ na
Siria as ar ṁuin eich, agus a ṁar-
ċsluaġ na ḟoċair.
21. Agus do ċuáiḋ Ríġ Israel
amaċ, agus do ḃuáil sé na heiċ a-
gus na carbaid, agus do ṁarḃ sé na
Siriannaiġ re hár mór.
22. Agus táinic an fáiġ go Ríġ
Israel, agus a duḃairt ris, éiriġ,
neartuiġ tú féin, agus taḃair ḋe, a-
agus féuċ cred ḋéunas tú: óir ar
iompóġ na bliaḋna tiucfa Ríġ na Siria
ad agaidh.
23. Agus a duḃradar muintir
Ríġ na Siria ris, is dée cnoc a ndee
súd, uime sin do ḃádar ni buḋ láidre
ná sinne: as troideam riu annsa réiteaċ,
agus go deiṁin buḋ laidre sinne ná iad.
24. Agus déunasa an nise, cuir
na Ríġṫe gaċ áon as a áit, agus
cuir caiptiniġ iona nionad.
25. Agus áiriṁ slúagh duit mar
an tsluaigh do ċaill tú, each ar each,
agus carbad ar carbad: agus tro-
idfiom na naghaiḋ annsa réiteaċ, agus
go deiṁin biam níos láidre ná iad. A-
gus do ėist seision re na nglór, agus
do riṅe sé marsin.
26. Agus tárla ar iompógh na
bliaḋna gur áiriṁ Ben-hadad na Si-
riannaigh, agus go ndeaċaiḋ súas go
Haphec do troid a naghaiḋ Israel.
27. Agus do háiriṁeaḋ clann Is-
rael agus do bádar uile a laṫair, a-
gus do ċúadar na naghaiḋ: agus do
ṡuiġeadar clann Israel ar a naghaidh
aṁuil dá tréud beaga meannán; acht do
líonadar na Siriannaigh an tír.
28. Agus táinic óglaċ Dé, agus
do labair sé re Ríġ Israel, agus a
duḃairt sé ris, is marso a deir an
Tiġearna, do ḃríġ go nduḃradar na
Siriannaiġ, as Dia cnoc an Tiġearna,
as ni hé Dia na ngleanntaḋ é: uime-
sin do ḃéara misi an líon mórsa uile
ad láiṁse, agus aiṫeonuiḋ tú gur
mé an Tiġearna.
29. Agus do ṡuiġeadar as coiṁe
a ċéile seaċt lá, agus is aṁluiḋ bí ar
an seachtṁaḋ lá ḋfearadar caṫ: a-
gus do ṁarḃadar clann Israel do na
Sirianaċaiḃ céud míle coisiġ a naon
ló.
30. Agus do teiṫiodar an ċuid
oile go Haphec, don ċaṫair, agus do
ṫuit balla ar ṡeaċt míle ḟiċċiod fear
dar fágbaḋ: agus do teiṫ Ben-ha-
dad, agus táinic don ċaṫraiġ go
seompra a ḃfad a steach.
31. Agus a duḃradar a ṁuintir
ris, féuċ anois do ċúalamar go
raḃadar Ríġṫe tiġe Israel na Ríġṫe
trócaireaċa: guiḋim tú, cuirmid saiclódaċ
a ttimċioll ar niocṫair, agus rópa-
ḋa ar ar cceannaiḃ, agus teagmaoid a-
maċ go Ríġ Israel: do ḃféidir go
sábálaḋ sé hanamsa.
32. Ansin do ċuireadar saicl-
dach ar a niocṫar, agus rópaḋa ar
a cceannaiḃ, agus tangadar go Ríġ Is-
rael, agus a duḃradar, a deir do
ṡearḃḟoġantuiġ Ben-hadad, guiḋim tú,
léig dam mairsinn. Agus a duḃairt sei-
sion, an ḃfuil sé fós béo? sé mo
ḋearḃraṫair é.
33. Anois do ġaḃadar na daoine
go ḟríoċnamaċ an ttiucfaḋ linni uad-
san, agus do ġlacadar go lúaṫ
é: agus a duḃradar, do ḋearḃraṫair
Ben-hadad. Ansin a duḃairt seision,
éiriġiḋ, tugaiḋ lib é; ansin táinic
Ben-hadad amaċ ċuige, agus tug sé Caib.22.37.
air teaċt súas annsa carbad.

24 Agus

34. Agus a dubhairt [Ben-hadad]
ris, na caithreacha do bhain m'athair-si
dot athair-si, aiseogaidh misi iad, agus
do dhéana tú sráide dhuit féin ann Da-
mascus, mar do rinne m'athair-si a Sa-
mária: ansin [a dubhairt Ahab] cuir-
fead-sa air siubhal tú air an gcunnradh-
sa. Mar sin do rinne sé cunnradh ris,
agus do léig sé air siubhal é.

35. Agus a dubhairt duine áirighe
do chloinn na bhfáidh ré na chomharsain a
mbreithir an Tighearna, gabhaim tú, buail
misi. Agus do dhiult an duine a bhua-
ladh.

36. Ansin a dubhairt sé ris, do brigh
nar umhlaigh tú do ghuth an Tighearna,
féuch air ball a ndeileochaidh tú riom-
sa, muirfidh leomhan tú: Agus air
ball air dhealughadh ris, fuair leomhan é,
agus do mharbh sé é.

37. Ann sin fuair sé duine oile, a-
gus a dubhairt ris, gabhaim tú, buail
mé. Agus do bhuail an duine é, ionnus
agá bhualadh gur loit sé é.

38. Ann sin do imthigh an fáidh, a-
gus do chomhnuigh ris an Righ air a
shlighe, agus do chuir é féin a na-
tarrach crotha le luaithreadh air a a-
ghaidh.

39. Agus a nuair do bhí an Righ
ag gabháil thairis, do éigh sé chum an
righ, agus a dubhairt, do chuaidh do
sheirbhfoghantaigh amach a meadhon an ca-
tha, agus féuch do fhill duine do leattaoibh,
agus tug chugamsa duine, agus a
dubhairt, coimhéd an fear-sa: má imthighi-
onn sé air fhéachadh, ansin biaidh hanumsa
air son a anma, nó díolfa tú tallann
airgid.

40. Agus mar bhí do sheirbhfoghan-
taigh gnothaigheach ansó, agus ansúd,
dimthigh seision: agus a dubhairt Righ
Israel ris, is mar sin bias do bhreithe-
amhnus, do réidhigh tú féin é.

41. Agus do dheifrigh seision, a-
gus do bhean an luaithreadh dá aghaidh,
agus do aithin Righ Israel gur do
na fáighibh é.

42. Agus a dubhairt sé ris, is
Cáib. 22. 37. marso a deir an Tighearna, * do chionn
gur léig tú uait as do láimh duine
do órduigh misi do léirsgrios, uime-
sin rachaidh hanamsa air son a anma-
san, agus do dhaoine air son a dhaoine.

43. Agus do chuaidh Righ Israel
dá thigh dubhach feargach, agus tháinic
sé go Samária.

CAIB. 21.

AGus tárla a ndiaigh na
neitheannsa, go raibh fíneam-
ain ag Nábot an Tiesreel-
iteach, noch do bhí ann Is-
rael, láimh ré palás A-
hab Righ Samária.

2. Agus do labhair Ahab re Ná-
bot, ghá rádh, tabhair damhsa t'fhíneam-
ain, chor go mbia sí agum mar gháir-
din luibhionn, do bhrigh go bhfuil sí a
bhfogus dom thigh, agus do bhéara
misi fíneamain is fearr ná í dhuit uime;
nó má sé is fearr do chítear dhuit, do
bhéara mé a luach airgid dhuit.

3. Agus a dubhairt Nábot re A-
hab, nár léigidh Dia damhsa, go ttiu-
brainn oighreacht mo sinnsior dhuitsi.

4. Agus tháinic Ahab dá thigh
go dubhach feargach, do bhrigh an foc-
ail do labhair Nábot an Tiesreeliteach
ris: óir a dubhairt sé, ní tiubhra mé
oighreacht maithreadh dhuit: agus do luigh
sé síos air a leabaidh, agus diompóigh
a aghaidh ó chách, agus níor bháill leis
arán d'ithe.

5. Acht tháinic Iesebel a bhean chuige,
agus a dubhairt ris, cred fa bhfuil do
spiorad comhdhubhach sin, nach áill leat
arán d'ithe?

6. Agus a dubhairt seision ría, do
chionn gur labhair mé ré Nábot an Ties-
reeliteach, agus go ndubhairt mé ris,
tabhair t'fhíneamain dhamh ar a airgiod, nó
má

má sí do ṫoil, do ḃéarainn mé fíneamhain
oile dhuit inne: agus do ḟreagair sei-
sion, ní tiubhra misi mfíneamhain duit.
7. Agus a dubhairt Iesebel a bhean
ris, nach tusa anois riaghlaigheas rio-
ghacht Israel? éirigh, agus ith arán,
agus bíodh do ċroidhe súghach: do béa-
ra misi dhuit fíneamhain Nábot an Nie-
sreelitigh.
8. Ann sin do sgríobh sí litreacha a
nainm Ahab, agus do ċuir séula orra
le na séula, agus do ċuir sí na li-
treacha ċum na sinsior, agus ċum
na nuasal do bhí iona ċaṫraigh na ccom-
naidhe a bfoċair Nábot.
9. Agus do sgríobh sí annsna li-
treaċaibh, gha rádh, fógraidh troscadh,
agus cuiridh Nábot na shuidhe go hárd a
measg an pobail.
10. Agus cuiridh días do ḋaoinibh,
clann Bhélial, na suidhe ar a ċoinne
do ḋéanamh fiadhnuise na aghaidh, dá
rádh, do sganlaigh tú Dia, agus an
Righ: agus annsin beiridh amach é,
agus cloċaidh é, go néugaidh sé.
11. Agus do rinneadar muintir a
ċaiṫreach, ná sinsir agus na huaisle,
noch do budh áitreabhaigh iona ċaṫraigh,
mar do ċuir Iesebel, agus mar do bhí
sgríobhṫa annsna litreaċaibh noch do ċuir
sí ċuca.
12. Dfúagradar troscadh, agus
do ċuireadar Nábot na shuidhe go hárd
a measg an pobail.
13. Agus tangadar a steach días
fear, clann Bhélial, agus do shuidheadar
ar a ċoinne: agus do rinneadar clann
Bhélial fiadhnuise na aghaidh, eadhon
a naghaidh Nábot a láthair an pobail,
gha rádh, do maslaigh Nábot Dia, agus
an Righ. Annsin rugadar amach as an
ccaṫraigh é, agus do ċloċadar é le
cloċaibh, go bfuair sé bás.
14. Ann sin do ċuireadar teachta go
Iesebel, gha rádh, do cloċadh Nábot,
agus déug sé.
15. Agus tarla a nuair do ċuala
Iesebel gur cloċadh Nábot, agus go
raibh sé marbh, go ndubhairt Iesebel re
Ahab, éirigh, glac seilbh a bfíneamhain
Nábot an Niesreelitigh, noch do ḋiúlt
sé do ṫabhairt dhuit ar airgiod: óir ní
beó, acht marbh Nábot.
16. Agus tarla a nuair do ċuala
Ahab go raibh Nábot marbh, gur éirigh
Ahab do ḋul síos go fíneamhain Nábot
an Niesreelitigh do ghlacadh seilbhe
ann.
17. Agus táinic briathar an Ti-
ghearna go Helias an Tisbiteach, gha
rádh,
18. Eirigh, imthigh síos do theagmháil
re Ahab Righ Israel, noch atá a Sa-
mária: féuch, atá sé a bfíneamhain
Nábot mar a ndeachaidh sé síos do ghla-
cadh seilbhe inte.
19. Agus laibheoraidh tú ris, gha
rádh, is marso a deir an Tighearna,
nar ṁarbh tú, agus fós nar ghabh tú
seilbh? agus laibheoraidh tú ris, gha
rádh, is marso a deir an Tighearna,
an tionad ar lighedar na madraigh fuil
Nábot, annsin lighfid na madraigh ṫfuil-
si, ṫfuilsi féin.
20. Agus a dubhairt Ahab re He-
lias, an bfuair tú mé, ó mo námhaid?
agus do ḟreagair seision, fuarus: do
bhrígh gur reac tú tú féin doibhriughadh
uilc a radharc an Tighearna;
21. * Féuch do bhéara misi olc ort, * Caib. 14. 10. 2 Riogh. 9. 8. 1 Sam. 25. 22. Caib. 14. 10.
agus sgriosfaidh mé do shliocht, agus
gearrfaidh mé ó Ahab an * té mhúnas
a naghaidh an balla, agus an té *
dhruidtear a stigh, agus fágthar ann
Israel;
22. Agus do ḋéana mé do ṫigh
mar ṫigh * Ieroboam mic Nébat, agus * Caib. 15. 29.
mar ṫigh * Bhaasa mic Ahiah, ar son Caib. 16. 3.
an bhrostuighthe ler bhrostuighis mé ċum
feirge, ⁊ le ttugais air Israel peacughadh. * 2 Riogh. 9. 36.
23. Agus do labhair an Tighearna ar *
Iesebel mar an gcéadna, gá rádh,
íosaidh na madraigh Iesebel láimh re
balla Iesreel.
24. An té ghébhas bás ó Ahab annsa ca-
ṫraigh, íosaidh na madraigh é: agus an
té ghebhas bás annsa machaire, íosaidh
éanlaith a naiéir é.
25. Acht ní raibh áon cosmhail re Ahab,
noch do reac é féin doibhriughadh uircóide
a radharc

raḋarc an Tiġearna, noċ do ċomhoraiġ a ben Ieſebel ċuige ſin.

26. Agus do rinne sé go ro aḋfuaṫmar a leanṁuin iodal, do réir gaċ uile neiṫe da ndearnadar na hAmoritiġ, noċ do ṫeilg an Tiġearna amaċ roiṁe ċloinn Israel.

27. Agus tárla a nuáir do ċuála Ahab na briaṫra sin, gur réub sé a éadach, agus gur ċuir saicéadach ar a ċorp, agus gur ṫroisg, agus gur luiḋ a néadaċ róinniġ, agus gur imṫiġ go mín.

28. Agus ṫáinic briaṫar an Tiġearna go Helias an Tisbiteach, ga ráḋ,

29. An bfaiceann tú mar umhluiġios Ahab é féin am fiaḋnuisi? do ċionn gur umhluiġ sé é féin am laṫair, ni ṫiubra mé an tiṅġeaċaḋ na láeṫibsion, aċt a láeṫib a ṁic do bera mé an tiṅġeaċaḋ ar a ṫiġ.

---

## CAIB. 22.

*2 Cron. 18. 1. &c.



Agus * dfanadar trí bliaḋna gan ċogaḋ idir Shíria, agus Israel.

2. Agus tárla a ccionn an tres bliaḋan, go ttáinic Iehosaphat Riġ Iúdah síos go Riġ Israel.

3. Agus a duḃairt Riġ Israel ré na ṁuintir, naċ bfuil a fios agaiḃsi gur linne Rámot an Gilead, agus sinn ar ttám marso, gan a buain amaċ as láim Riġ na Siria?)

4. Agus a duḃairt sé re Iehosaphat, an raċa tusa liomsa a ccaṫ go Rámot-gilead: agus a duḃairt Iehosaphat re Riġ Israel, atáimsi mar atá tusa, * mo ṁuintir mar do ṁuintir, meiċ mar heaċraiḋ.

*2 Riog. 3. 7.

5. Agus a duḃairt Iehosapat re Riġ Israel, guiḋim tú, fiafruiġ briaṫar an Tiġearna a niuġ.

6. Ann sin do ċruinniġ Riġ Israel na fáiġe a ccionn a ċéile timċioll ceiṫre ċéud fear, agus a duḃairt riú, an raċa mé a naġaiḋ Rámot-gilead do ċur caṫa, nó an léigfiḋ me ḋó? agus a duḃradarsan, imṫiġ suas: óir toirbeora an Tiġearna a láim an Riġ í.

7. Agus a duḃairt Iehosaphat, naċ bfuil fáiġ leis an Tiġearna annso, taoḃ amuiġ dioḃso go bfiafruiġmís de?

8. Agus a duḃairt Riġ Israel re Iehosaphat, atá fós duine amáin, Micaiah mac Imlah, tré a bféudam fiafruiġaḋ don Tiġearna; aċt atá fuaṫ agumsa dó: óir ni ṫairgirionn maiṫ dam, aċt olc: agus a duḃairt Iehosaphat, ná habraḋ an Riġ sin.

9. Ann sin do ġoir Riġ Israel oifigeċ, agus a duḃairt, deiṫfriġ annso Micaiah mac Imlah.

10. Agus do suiḋ Riġ Israel agus Iehosaphat Riġ Iúdah, gach áon na caṫaoir rioġa ar ccur a róbaḋa umpa a nionad folaṁ a ndul a steaċ ġeata Shamária, agus na fáiḋe uile ag fáiḋeadóireaċt da laṫair.

11. Agus do rinne Sedeciah mac Chenaanah aḋarca iarainn dó féin: agus a duḃairt, is marso a deir an Tiġearna, leóso ċnaoiḋfeas tú na Siriannaiġ, nó go sgriosfa tú iad.

12. Agus do ṫairgireadar na fáiḋe uile marsin, ga ráḋ, éiriġ suas go Rámot-gilead, agus go néiriġe leat; óir do béara an Tiġearna a láim an Riġ í.

13. Agus an teaċtaire do ċuáiḋ do ġairm Micaiah, do laḃair sé ris, ga ráḋ, féuċ a nois foillsiġiḋ briaṫra na bfáiġ ni maiṫ don Riġ le haonbéul; guiḋim tú, bioḋ ḃfocalsa mar focal duine aca, agus laḃair an ni is maiṫ.

14. Agus a duḃairt Micaiah, mar ṁairios an Tiġearna, giḋ bé dearas an Tiġearna riomsa, isé sin laiḃeoraḋ.

15. Marsin ṫáinic sé ċum an Riġ, agus a duḃairt an Riġ ris, a Ṁicaiah,

an racham a naghaidh Rámot-gilead do
chathughadh, nó an léigfeam di? agus
do fhreagair seision é, imthigh, agus
beir buáidh: óir do bhéara an Tighearna
í a láimh an Righ.
16. Agus a dubhairt an Righ ris, cá
mhéid uair mhinneochus mé thú, nach ninneo-
sa tú éinni dam acht an ni bhias fírinneach
a nainm an Tighearna.
17. Agus a dubhairt seision, do
chonnairc mé Israel uile sgaoilte ar na
cnocaibh, mar chaoiribh ag nach biadh
áodhaire: agus a dubhairt an Tighearna,
ni bhfuil maighistir orra so, filleadh
gach áon aca dá thigh a siothcháin.
18. Agus a dubhairt Righ Israel
re Iehosaphat, nach ar innis mé dhuit
nach ndéanadh sé fáistine ar bith maith
dom tháobhsa, acht olc.
19. Agus a dubhairt seision, éisdi-
se ar a nadhbharsin briathar an Tighear-
na: do chonnairc mé an Tighearna na
shuidhe iona chathaoir, agus slóigh flai-
theamhnuis uile na seasamh na fhochair ar a
laimh deis, agus air a láimh chlé.
20. Agus a dubhairt an Tighearna,
cia mhéallfas ar Ahab dul suas lé ttuit-
fead sé a Rámot-gilead? agus a du-
bhairt áon marso, agus áon mar súd.
21. Agus tháinic spiorad amach,
agus do sheas a bfiadhnuise an Tigh-
earna, agus a dubhairt, do mhéalla misi
air é.
22. Agus a dubhairt an Tighearna
ris, cia leis? agus a dubhairt seisi-
on, racha mé amach, agus biáidh mé am
spiorad bréugach a mbéul a fháidh uile.
Agus a dubhairt seision, cuirfidh tú
impidhe air, agus fós buáidheochuidh tú:
éirigh amach, agus déana sin.
23. Anois uime sin féuch, do chuir
an Tighearna spiorad bréugach a mbéul
na bfáidhsa agadsa uile, agus do la-
bhair an Tighearna olc dot tháoibh.
24. Ast tháinic Sedeciah mac Che-
*2 Croin. 18. 23. naanah a bfogus, agus do buáil sé *
Micaiah ar an leacain, agus a du-
bhairt, cia an tslighe ar ghabh spiorad
an Tighearna uáimse do labhairt riot-
sa?

25. Agus a dubhairt Micaiah, féuch
do chife tú sin an lá ló a racha tú
a seomra a bfad a steach dot folach
féin.
26. Agus a dubhairt Righ Israel,
glacaidh Micaiah, agus beirigh lib é
air a ais go Hámon uachtarán na cath-
rach, agus go Ioas mac an Righ:
27. Agus abruidh, is mar so a deir an
Righ, cuir an fearso a bprìosún, 7 beath-
uigh é lé harán an doilghis, agus lé
huisge an doláis, nó go ttige misi a
siothcháin.
28. Agus a dubhairt Micaiah, má
thig tú ar énchor a siothcháin, níor labhair
an Tighearna thríomsa. Agus a du- *Caib. 2
bhairt seision, éistighe a pobal re chéile.
29. Marsin do chuáidh Righ Israel,
agus Iehosaphat Righ Iúdah suas
go Rámot-gilead.
30. Agus a dubhairt Righ Israel
re Iehosaphat, cuirfidh misi mé féin
a natarrach chrotha, agus racad san
chath, acht cuirsi do róbhadha ort. Agus
dfolaigh Righ Israel é féin, agus
do chuáidh san chath.
31. Acht do aithin Righ na Siria *2 Croin. 31.
da dhá chaiptín déug agus fichead, agá
raibh riaghladh ós cionn a charbad, gha
rádh, ná troididh re neach beag nó mór,
acht amháin ré Righ Israel.
32. Agus tárla an tan do chon-
cadar caiptinigh na ccarbad Iehosa-
phat, go ndubhradar, go deimin isé
súd Righ Israel. Agus dfilleadar a
leattaobh do throid ris, agus do
ghoir Iehosaphat na comhairc.
33. Agus tárla a nuáir do ait-
nigheadar caiptinigh na ccarbad nár
bé Righ Israel é, gur filleadar ar
a nais óna thóruigheacht.
34. Agus do tharruing duine eigin
bogha go teagmhuiseach, agus do buáil
sé Righ Israel eidir altaibh an sca-
bail: uime sin a dubhairt sé ré na
chóisteóir, iompóigh do lámh, agus beir
amach as a tslúagh mé, óir atáim
loitidh.
35. Agus do mhéuduigh an cath an
lá sin, agus do congmhadh an Righ
suas,

súas iona ċarbad a naġaiḋ na Siria-
naċ, agus fuair sé bás tráṫnóna:
agus do riṫ a nfuil as an ccréċt
amaċ go lár an ċarbaid.
36. Agus tugaḋ fúagra ar feaḋ
an tslóiġ timċioll dul faoi na gréine,
ġa ráḋ, imṫiġeaḋ gaċ uile duine dá ċa-
ṫraiġ, agus gaċ uile duine dá ṫír
féin.
37. Marsin dfeuġ an Ríġ, agus
tugaḋ é go Samária, agus do ḋólaiceaḋ-
ar an Ríġ a Samária.
38. Agus do niġ duine an carbad
a loċán Shamária, agus do liġeadar
na madraiġ a fuil súas, agus do
*Caib. 24.19. niġeadar a eideaḋ do réir * bréiṫre
an Tiġearna, noċ do labair sé.
39. Anois an ċuid oile do ġnío-
maiḃ Ahab, agus a nuile ni dá ndéar-
na sé, agus an tiġ do riñe sé do
ċnámaiḃ, agus na huile ċaiṫreaċa dar
ċuir sé súas, nach bfuilid siád
scríobṫa a leabar croinice Ríoġ
Israel?
40. Mar sin do ċodail Ahab a
bfocair a aiṫreaḋ, agus do ríoġaḋ
Ahasiah a mac na áit.
*2 Croin. 30. 31. 41. Agus do ṫosuiġ * Iehosaphat
mac Asa a ríoġas ós cioñ Iúdah aṅ-
sa cceaṫramaḋ bliaḋan do Ahab Ríġ
Israel.
42. Do bí Iehosaphat cúig bliaḋna
ar ṫríoċad dáois a nuair do ṫosuiġ sé a
riġe, agus do bí na Rígh cúig bliaḋ-
na fiċiod aṅ Ierusalem: agus do bé
ainm a maṫar Asuba inghen Shilhi.
43. Agus do siubail sé a sliġṫib
Asa a aṫar, níor fill sé do leattaoib
uaḋ ag dénam an neite fa ceart a
radarc an Tighearna: giḋeaḋ níor cuireaḋ
na háite árda ar ccúl; óir do ioḋ-
braidis an pobal, agus do loisgedis

rós túis aṅsna háitib árda.
44. Agus do riñe Iehosaphat sío-
ṫċáin ré Righ Israel.
45. Anois an ċuid oile do ghnío-
maiḃ Iehosaphat, agus na cumasa
do ṫaisbéin sé, agus cionnus do riñe
sé cogaḋ, naċ bfuilid scríobṫa a
leabar croinice Ríogh Iúdah?
46. Agus an mar do na Sodomitib,
noċ dfan a laeṫib a aṫar Asa, do
ċuir sé as a tír iad.
47. Ni raib ansin Ríġ ar biṫ aṅ
Edom; fear ionaid Ríġ do bí na Ríġ.
48. Do riñe Iehosaphat luingios
do Thairsis do dul go Hóphir ar ceann
óir; as níor imṫiġeadar: óir do bri-
seaḋ na lunga ag Hezion-geber.
49. Annsin a dubairt Ahasiah mac
Ahab re Iehosaphat, léig do mo
seirbiseaċaibse dul le do muintir aṅsna
longaib: as níor báill lé Iehosa-
phat sin.
50. Agus do ċodail Iehosaphat
agá aiṫrib, agus do hadlaiceaḋ a
bfocair a aiṫreaḋ a ccaṫraiġ Dháibi a
aṫar: agus do ríoġaiḋ Iehoram a
mac na áit.
51. Do ṫosuiġ Ahasiah mac Ahab
riaġlaḋ ós cioñ Israel a Samária an
seaċtmaḋ bliaḋan deuġ do Iehosaphat
Ríġ Iúdah, agus do bí na Ríġ dá
bliaḋain ar Israel.
52. Agus do riñe sé olc a radarc
an Tiġearna, agus do siubail a sliġe
a aṫar, agus a sliġe a maṫar, agus
a sliġe Ieroboam mic Nebat, noċ ṫug
ar Israel peacuġaḋ.
53. Oir do riñe ré seirbis do
Bháal, agus do onóruiġ sé é, agus
do brostuiġ sé an Tiġearna Dia Israel
ċum feirge, do réir a nuile ni dá
ndéarnuiġ a aṫair.

# An Dara Leabhar na Riogh, da ngoirthear go coitcheann, an ceathramhadh leabhar na Riogh.

## Caib. 1.

AN sin do ċuaiḋ Móab a gcogaḋ a naġaiḋ Israel, * tar éis báis Ahab.
* Caib. 8. 5.
2. Agus do ṫuit Ahasiah
sios tré laitis a seomra úaċdarać
do bí a Samária, agus do bí sé
tinn, agus do ċuir teaċta úaḋ, agus
a dubairt riu, éirigiḋe, fiafruiġiḋ do
Bhaal-sebub dia Ecron an ttiucfa
mé ón ttinnios so.
2. Agus a dubairt aingeal an Tiġearna re Helias an Tisbiteach, éirig,
imṫiġ súas do ṫeagmáil ré teaċtaib Riġ
Samária, agus abair riu, an do ċionn
naċ bfuil Dia ann Israel atátaóise
ag dul dfiafruiġ sgéul do Bhaal-sebub dia Ecron?
4 Anois ar a nadḃarsin is marso a deir an Tiġearna; ni ṫiucfa tú
a nuas as an leabaiḋ sin ar a ndeaċaiḋ
tú súas, aċt do ġeba tú bás go
deimin. Agus dimṫiġ Elias.
5. Agus a nuáir dfilleadar na
teaċta ar a nais ċuige, a dubairt sé
riu, creud fár filleabair ar bur nais?
6. Agus a dubradarsan ris, ṫáinic duine súas ar ccoinne, agus a
dubairt sé rinn, imṫiġiḋ, eirġiḋ a ris
ċum an Riġ ó ttangabair, agus abraiḋ
ris, is marso a deir an Tiġearna,
an do ċionn naċ bfuil Dia ann Israel
ċuirios tú teaċta dfiafruiġ do Bhaal-sebub dia Ecron? ar a nadḃarsin
ni ṫiucfa tú a nuas as an leabaiḋ-sin ar a ndeaċaiḋ tú suas, aċt do
ġeba tú bás go deimin.
7. Agus a dubairt seision riu,
creud an ġné duine an té sin ṫáinic
súas bur ccoinne, agus dinnis na
briaṫrasa díb?
8. Agus do ḟreagradarsan é, duine
fionnadmaċ, agus ċriosluiġ le crios
leaṫair timċioll a ċaóil. Agus a dubairt seision, isé Elias an Tisbiteaċ
é.
9. Ann sin do ċuir an Riġ ċuige,
caiptin cáogaid maille re na ċáogad: agus do ċuaiḋ sé súas ċuige,
(agus féuċ, do bí seision na ṡuiḋe
ar ṁullaċ cnuic) agus do labair sé
ris, ṫusa a óglaiċ Dé, dubairt an Riġ
riot teaċt a nuás.
10. Agus do ḟreagair Elias, agus
a dubairt re caiptin an ċáogaid, mas
óglaċ do Dhia misi, ann sin tigeadh
teine a nuas ó neaṁ, agus loisgeaḋ
si ṫusa, agus do ċáogad. Agus ṫáinic teine a nuas ó neaṁ, agus do
loisg si eision, agus a ċáogad.
11. A ris mar an gcéadna do ċuir
an [Riġ] ċuige caiptin oile ar ċáogad maille re na ċáogad: agus do
ḟreagair seision é, agus a dubairt ris,
a óglaiċ Dé, is marso a deir an
Riġ, tárr a núas go tapaiḋ.
12. Agus do ḟreagair Elias, agus
a dubairt riu, más óglaċ do Dhia
misi,

miſi, tigeaḋ teine a nuaſ ó neaṁ, aguſ loiſgeaḋ tuſa ⁊ do ċaogad. Aguſ táinic teine Dé a núaſ ó neaṁ, ⁊ do loiſg eiſion aguſ a chaogad.

13. Aguſ do ċuir a riſ caiptin an treas caógaid gun a ċaogad; aguſ do ċuaiḋ an treas caiptin caógaid ſuas, ⁊ táinic ſé, aguſ do léig é féin ar a ġlúinib a bfiaḋnuiſe Eliaſ, aguſ do guiḋ é, aguſ a dubhairt riſ, óh a óglaiċ Dé, guiḋim tú, bioḋ manumſa aguſ anum an ċáogaidſi do ſeirbiſiġ, mórluaiċ ann do raḋarc.

14. Féuċ, táinic teine a núaſ ó neaṁ, aguſ do loiſg ſi an dá ċéadcaiptin caógad maille re na gcáogadaib: ar a naḋbarſin bioḋ manumſa a noiſ mórluaiċ ann do raḋarc.

15. Aguſ a dubhairt aingeal an Tiġerna re Héliaſ, éirig leiſ ſioſ, ná bioḋ eagla ort roiṁe. Aguſ déirig ſeiſion, aguſ do ċuáiḋ ſé leiſ ſioſ gus an Rig.

16. Aguſ a dubhairt ſé riſ, iſ marſo a deir an Tiġerna, do bríġ gur ċuir tú teaċta dfiafruiġe ſgéul do bhaal-zebul dia Ecron, an do ċionn nac raib Dia ann Iſrael a bfiafroċaḋ ſcéula dá bréitir? ar a naḋbarſin ni tiucfa tú a nuaſ don leabaiḋſin ar a ndeaċaiḋ tú ſuas, aċt do ġeaba tú báſ go deimin.

17. Marſin fuair ſé báſ do réir focail an Tiġerna, noċ do labhair Eliaſ, aguſ do rioġaiḋ Iehoram na áit, anſa dara bliaḋan do Iehoram mac Iehoſaphat Rig Iúdah; do ċionn nac raib enmac aige.

18. Anoiſ an ċuid oile do ġníomharthaib Ahaziah, noċ do riṅe ſé, nac bfuilid ſcriobhtha a leabar Croinice Riog Iſrael?

---

## CAIB. 2.



AGuſ tárla a nuáir do báill leiſ an Tiġerna Eliaſ do tógbáil ſúas go neaṁ le ſídein gaoite, go ndeacaiḋ Eliaſ le Heliſa ó Ghilgal.

2. Aguſ a dubhairt Eliaſ re Heliſa, guiḋim tú, fan anſo: óir do ċuir an Tiġerna miſi go Betel. Aguſ a dubhairt Eliſa riſ, mar maireas an Tiġerna, aguſ mar maireas hanumſa, ni fuigfiḋ mé tú. Marſin do ċuádar ſioſ go Betel.

3. Aguſ tangadar mic na bfáiḋ do bí a mBétel amaċ go Heliſa, aguſ a dubradar riſ, an bfuil a fioſ agadſa go mbéara an Tiġerna do ṁaiġiſtir ód ċeann a niuġ? aguſ a dubhairt ſeiſion, atá a fioſ agum, bitiſe bur ttoſt.

4. Aguſ a dubhairt Eliaſ riſ, a Eliſa, fan anſo, mar atċuinge ort: óir do ċuir an Tiġerna miſi go Ierico: aguſ a dubhairt ſeiſion, mar maireas an Tiġerna, aguſ mar maireas hanumſa, ni deileoċaiḋ mé riot. Marſin do ċuádar go Iericho.

5. Aguſ tangadar mic na bfáiḋ do bí an Iericho go Heliſa, aguſ a dubradar riſ, an bfuil a fioſ agadſa go mbéura an Tiġerna do ṁaiġiſtir ód ċeann a niuġ? aguſ do freagair ſeiſion, ga ráḋ, atá a fioſ ſin agum, bitiſi bur ttoſt.

6. Aguſ a dubhairt Eliaſ riſ, guiḋim tú, fan anſo: óir do ċuir an Tiġerna miſi go Iordan: aguſ a dubhairt ſeiſion, mar maireas an Tiġerna, aguſ mar maireas hanumſa, ni fuigfiḋ mé tú. Aguſ dimthigheadar rompa araon.

7. Aguſ do ċuádar cáogad do ċloinn na bfáiḋ, aguſ do ſeaſadar da bfeaċain a bfad uata, aguſ do ſeaſadarſan a raon láiṁ ré Iordan.

8. Aguſ do ġlac Eliaſ a fallaing, aguſ dfill ar a ċéile í, aguſ do buail na huiſgeaḋa, aguſ do roinneaḋ iad anſo aguſ anſúd, ionnus go ndeaċadar anonn araon ar talaṁ tirim.

9. Aguſ tárla a nuair do ċuádar anonn, go ndubhairt Eliaſ re Heliſa, iarr cred iſ áill leat miſi do déanam ar do ſon, ſul bearṫar uait mé.

Aguſ

Agus a dubhairt Elisa, guidhim thú, bíoḋ roinn dhúbalta dod spiorad orum.

10. Agus a dubhairt seision, is cruaidh an ní diarrí tú: má ċí tú misi a nuair bhérthar uait mé, biaiḋ sé agad mar sin: achd muna bhfaicir, ní biaiḋ.

11. Agus tárla mar do bhádar ag imtheacht ar a naghaidh, agus ag caint, féuch carbad teintidhe, agus eiċ teintidhe do ċuireadar araon iad ó ċéile: agus do ċuaidh * Elias súas le sídhe gaoithe go neamh.

a Ecclus. 48.9. 1 Mac. 2.58.

12. Agus do ċonnairc Elisa sin, agus do éigh sé, ó mo * athair, ó mo athair, carbad Israel, agus a ṁarcsluagh: agus ní faca sé ní sa mó é; agus rug sé ar a éadach féin, agus do réub an dá ccuid iad.

a Caib. 13.14.

13. Do tóg sé mar an gcéadna fallaing Elias do thuit uadh, agus do ċuaidh ar a ais, agus do ṡeas ag bruaċ Iordan.

14. Agus do ġlac sé fallaing Elias do thuit uadh, agus do bhuail na huisgeadha lé, agus a dubhairt, cáit a bhfuil Tighearna Dia Elias? agus a nuair do bhuail seision fós na huisgeadha, do ċuadar ó ċéile anonn sa nall, agus do ċuaidh Elisa thairis.

15. Agus an tan do ċonncadar mic na bfáidh, noċ do bhí ag feitheamh an * Ierichó é, a dubhradar, dfan spiorad Elias ar Elisa. Agus tangadar na ċoinne, agus do ċlaonadar iad féin go talamh dá lathair.

a Ver. 7.

16. Agus a dubhradar ris, féuch anois atáid ag do ṡeirbhísigh caogad fear láidir, guidhmid thú, imthighdís, agus iarraidís do ṁaighistir, ar eagla gur tóg spiorad an Tighearna súas é, agus gur theilg sé ar ṡliabh éigin é. Agus a dubhairt seision, ní ċuirfidhe uaibh iad.

17. Agus a nuair do ṡáruigheadar é, nó go raibh náire air, a dubhairt sé, cuiridh: do ċuireadar uime sin caogad fear, agus diarradar é trí lá, achd ní bhfuaradar é.

18. Agus a nuair tangadar a ris ċuigesion; óir dfan sé léo an Ierichó, a dubhairt sé riu, naċ ndubhairt misi riḃ, ná himthighidh?

19. Agus a dubhradar muinntir na caithreaċ re Helisa, guidhmid thú, féuch gur taitneamhaċ suidhiughadh na caithreaċa, mar do ċí mo thighearna: achd is olc an tuisge, agus atá an talamh neamhthorrthaċ.

20. Agus a dubhairt seision, tabhraidh ċugam cuinneóg nuadh, agus cuiridh salann ann: agus tugadar sin ċuige.

21. Agus do ċuaidh seision amaċ mar araibh tobar na nuisgeadh, agus do theilg sé an salann ann, agus a dubhairt, is mar so a deir an Tighearna, do leigheas mé na huisgeadhasa, ní bhia feasda marbhadh nó neamhthorrthas ionnta.

22. Mar sin do leigheasadh na huisgeadha gus a niugh, do réir bhréithre Elisa noċ a dubhairt sé.

23. Agus do ċuaidh sé súas as sin go Bétel, agus mar do bhí sé ag imtheacht súas ar a tslighe, tangadar leinbh beaga amaċ as an gcathraigh, agus do rinneadar magadh air, agus a dubhradar ris, éirigh súas a ċinn ṁaóil, éirigh súas a ċinn ṁaóil.

24. Agus do iompóigh seision ar a ais, agus dféuc orra, agus do ṁallaigh sé iad a nainm an Tighearna: agus táinig amaċ dá ṁathghamhain baineanna as an ccoill, agus do réubadar diabh agus dá fiċċiod leanamh díobh.

25. Agus do ċuaidh sé as sin go sliabh Carmel, agus as sin dfill sé go Samária.

## Caib. 3.

ANois do thosaigh Iehoram mac Ahab a rioghas ós cionn Israel a Samária an toċtmhadh bliadhan déug do Iehosaphat Righ Iúdah, agus do bhí na Righ dá bhliadhain déug.

2. Agus

2. Agus do rinne sé olc a radharc an Tighearna, acht ni cosmhuil re na athair nó re na mhathair: óir do chuir seision uadh iomháigh Bhaal, noch do rinne a athair.

3. Ar a shon sin do lean sé ris na peacadhuibh do rinne Ieroboam mhac Nebat, noch thug ar Israel peacadh dhéanamh: níor dhealaigh sé riú sin.

4. Agus do bhí Mesa Righ Moab na mhaighistir cáorach, agus do beireadh do Righ Israel céud míle úan, agus céud míle reithe gun a nolainn.

* Caib. 1. 1. 5. Agus tárla a nuair dhéug * Ahab, go ndeachaidh Righ Moab a gcogadh ar Righ Israel.

6. Agus do chuaidh an Righ Iehoram amach as Samária a nuair chéadna, agus do áirimh sé Israel uile.

7. Agus dimthigh sé, agus do chuir sé fios go Iehosaphat Righ Iúdah, dha rádh, do chuaidh Righ Móab a gcogadh am aghaidh, an rachá tú liom do chathughadh a naghaidh Mhóab? Agus a dubhairt seision, rachad: atáimse mar atá tusa, * mo dháoine mar do dháoine, agus mo mharcshlúagh mar do

1. Rígh. 22. 4. mharcsluágh.

8. Agus a dubhairt sé, cia an tslighe a racham suas? agus do fhreagair seision, an tslighe tré fhásach Edom.

9. Mar sin do imthigh Righ Israel, agus Righ Iúdah, agus Righ Edom, ⁊ do chuadar aisdior seacht lá timchioll: agus ni raibh uisge aca don tslúagh, nó don náirnéis do lean iad.

10. Agus a dubhairt Righ Israel, a thruáighe gur ghoir an Tighearna na tri Righthe so a ccionn a chéile dá sechadh a laimh Mhóab.

11. Agus a dubhairt Iehosaphat, nach bhfuil annso fáidh leis an tTighearna? agus do fhreagair duine do mhuintir Righ Israel é, agus a dubhairt, atá annso Elisa mac Saphat, noch do dhóirt uisge ar lámhuibh Eliás.

12. Agus a dubhairt Iehosaphat, atá briathar an Tighearna maille ris. Ann sin do chuaidh Righ Israel, agus Iehosaphat, agus Righ Edom síos go nuige é.

13. Agus a dubhairt Elisa ré Righ Israel, cred atá agumsa ré dhéanamh riotsa? imthigh go fáidhibh hathar, agus go fáidhibh do mhathar. Agus a dubhairt Righ Israel ris, ni headh, óir do ghoir an Tighearna na tri Righthesi a ccionn a chéile dá sechadh a láimh Mhoab.

14. Agus a dubhairt Elisa, mar mhairios Tighearna na slógh dha latham a seasuim, muna bhféuchuinn go deimhin do Iehosaphat Righ Iúdah do beith a lathair, ni fhéuchuinn leat riotsa, agus ni fhaicfinn tú.

15. Acht a nois tabhair fear seinma chugam. Agus tárla a nuáir do sheinn an fear seinma, go ttáinic lámh an Tighearna fairsion.

16. Agus a dubhairt sé, is marso a deir an Tighearna, déanaidh an gleannsa lán do dhíogachaibh.

17. Oir is marso a deir an Tighearna, ni fhaicfidhe gáoth, agus ni mó chífidhe fearthuinn, gidheadh líonfuighear an gleannsa dúisge lé a bhféudfuidh uisge dhól, sibh fein araon, agus bhur náirneis, agus bhur nainmhintigh.

18. Agus ni bhfuil annso acht ni éttrom a radharc an Tighearna; sechóduigh sé na Móabitigh fós ion bhur láimh.

19. Agus búailfidhe gach éncathair daingion, agus gach éncathair thoghtha, agus leagfuidhe gach éncrann maith, agus stopfuidhe gach uile thobar uisce, agus millifidhe gach éniomad maith fearainn lé clochaibh.

20. Agus tárla ar maidin a nuair do hofrálad an níodhbairt bhidh, féuch, go ttáinic uisge a slighe Edom, agus do líonadh an tír le huisge.

21. Agus a núair do chúaladar na Móabitigh uile go ttangadar na Righthe súas do throid na naghaidh, do chruinnigheadar an meid re ttáinic airm iomchar, agus ós a chionn, agus do sheasadar ar an leithimiol.

22. Agus do éirgheadar súas go moch ar maidin, agus do loinnrigh an

grian

ġrian ar a nuisge, agus do ċonca-
dar na Moabitiġ an tuisge don taóiḃ
oile ċoimdeirg re fuil.
23. Agus a dubradar, is fuil
so, atáid na Riġte marḃ go deimin;
agus do buaileadar féin a ċéile: a-
nois ar a nadḃarsin a Mhóab fuig-
ġiḋ ċum na hédála.
24. Agus a nuáir tangadar go
foslungport Israel, do éirġeadar na
hIsraelitiġ suas, agus do buáile-
adar na Moábitiġ, ionnus gur teiṫe-
adar rompa: acht do ċuadar ar a
naġaiḋ buáladh na Moábitech ⁊ fad
gus a ttír féin.
25. Agus do brisḋeadar sios na
caiṫreċa, agus ar gaċ uile ṗiosa
maiṫ fearainn do ċaiṫ gaċ duine a
ċloċ, gur líonadar é, agus do sto-
padar a nuile tobar uisge, agus
do ġearradar na crainn maiṫe uile:
amáin ann Cir-hareset dfágbadar a
cloċa: acht ċeana do ċuadar lus na
ccrann ttábuill na timċioll, agus
do buáileadar í.
26. Agus an tan do ċonnairc Riġ
Móab an caṫ ro ḋoirb; do ruġ sé
leis seċt ccéud fear do ṫarrning
cloiḋeṁ, do brisḋeaḋ tré ċáċ go Riġ
Edom, acht níor fédadar.
27. Ann sin do ġlac sé a ṁac fa
sine do biaḋ na oiġre ⁊ san ríoġaċt,
agus do íodbuir é mar ofráil loisge
ar an mballa; agus do bí diombuaḋ
romór a naġaiḋ Israel, agus do
imṫiġeadar uaḋ, agus dfilleadar dá
ndúiṫce féin.

## Caib. 4.


Anois do éiġ bean áiriġ do
mnáiḃ ṁac na bfáiġ ċum
Elisa, ga ráḋ, fuáir do
ṡearbfoġantuiġ m'fear bás,
agus atá a fios agad go
raiḃ eagla an Tiġearna ⁊ do ṡeirbi-
sech: agus táinic fear na bfiaċ do
breiṫ mo ḋeise mac leis dá mbeiṫ fá
ḋaóirse aige.
2. Agus a dubairt Elisa ria, cred
dénadsa ar do ṡon? innis dam cred
atá agad ann do ṫiġ? agus a du-
bairt sisi, ní bfuil éinni ag do ḃanóg-
laiċ annsa tiġ, acht pota ola.
3. Annsin a dubairt seision, éiriġ
fag soiṫiġe ar iasacht amuiġ ód ċom-
arsannaiḃ uile, eadhon soiṫiġe folma:
ná taob re beagán.
4. Agus a nuáir tiucfas tú a
steaċ, druidfiḋ tú an dorus ort féin,
agus ar do ṁacaiḃ, agus dóirtfiḋ
tú annsna soiṫiġiḃ sin uile, agus cuir-
fe tú an soiṫeċ lán a leaṫtaóiḃ.
5. Mar sin do imṫiġ sí uaḋ, agus
do druid sí an dorus uirre féin a-
gus ar a cloinn, noċ tug [na soiṫiġe]
ċuice, agus do dóirt sí amaċ [a
nola.]
6. Agus tárla a nuáir do bádar
na soiṫiġe lán, go ndubairt sisi re
na mac, tabair ċugam fós soiṫeċ fo-
lum: agus a dubairt sé ria, ní bfuil
soiṫeċ níos mó ann: agus do stad
an ola.
7. Ann sin táinic sí, agus dinnis
dóglaċ Dé: agus a dubairt seision
ria, imṫiġ, reic a nola, agus díol
ṫfiaċa, agus tárr féin agus do
ċlann suas ⁊ an ccuid oile.
8. Agus tárla lá éigin gur ġab
Elisa thrid Shunem, mar a raiḃ
bean mórda, gur coiméiguiġ sí
é diṫe aráin: agus is mar sin
do bí dá minca dá ngabaḋ annsin,
go ttiaġ sé a steċh ann diṫe aráin.
9. Agus a dubairt sisi re na fear,
féuċ anois measuim gur duine náomṫa
an té sí ġabus re ar ttaob go mi-
nic.
10. Guiḋim tú, déunum seomra beag
ar an mballa dó, agus cuiriom leab-
uiḋ annsin dó, agus bórd, agus stól,
agus coinnleóir: agus as amlaiḋ biaḋ
a nuáir tiucfas sé ċuġainn, go bfill-
fiḋ sé annsin a steċh.
11. Agus tárla lá éigin dá
ttáinic

*Gen

ttáinic sé annsin, ⁊ do ċuáiḋ a steċ
don tséomra, agus do luiġ sé ann.
12. Agus a dubhairt sé re Gehá-
si a ṡeirbhḟóġantuiġ, goir an Tsuna-
miteġsa. Agus a nuáir do ġoir sé
í, do ṡesi sí ar a ċoinne.
13. Agus a dubhairt sé ris, abair
ria a nois, féuċ do bí tú cúramaċ
iomuinne ris an gcúramsa uile: creud
atá re dénamh dhuit do ṡon? an áill leat
labhairt ris an Ríġ ad ṫimċioll, nó re
caiptin an tsluáiġ? agus do ḟreagair
sisi, atáim am ċomhnuiġ a measg mo
ḋaoine féin.
14. Agus a dubhairt seision, creud
oile atá re a dénamh ar a ṡon? a-
gus do ḟreagair Gehasi, go deimhin ni
bhfuil énduine cloinne aice, agus atá
a fear foirfe.
15. Agus a dubhairt seision, goir
í. Agus a nuair do ġoir sé í, do
ṡeas sí annsa doras.
16. Agus a dubhairt seision, * tim-
ċioll a namasa do réir aimsire na
beaṫa, biáiḋ mac agad: agus a ḋu-
bhairt sisi, ni headh ó mo ṫiġearna, a
óglaiċ Dé, ná déna bréug red ban-
óglaiċ.
17. Agus do toirrċeaḋ an bean, a-
gus rug sí mac annsa namsin a du-
bhairt Elisa ria, do réir aimsire na
beaṫa.
18. Agus a nuáir do ḟás an lea-
nam, tárla lá go ndeaċaiḋ sé a
maċ ċum a aṫar gus an meiṫil bua-
na.
19. Agus a dubhairt sé re na a-
ṫair, mo ċeann, mo ċeann: agus a dubhairt
seision re búaċaill, beir ċum a ma-
ṫar é.
20. Agus a nuáir do rug sé é, ⁊
tug ċum a maṫar é, do ṡuiḋ sé ar
a glúinib go meadhon laói, agus fuair
sé bás annsin.
21. Agus do ċuaiḋ sisi suas, a-
gus do ċuir na luiġe ar leabaiḋ óglaiċ
Dé é, agus do ḋruid sí an doras air,
agus do ċuaiḋ sí amaċ.
22. Agus do ġoir sí air a fear,
agus a dubhairt ris, guiḋim ṫú, cuir
ċugam aon do na hógánaċaib, agus
aon do na hasalaib, go rioṫ mé go
hóglaċ Dé, agus go ttí mé a ris.
23. Agus a dubhairt seision, creud
as a raċfá ċuige a niuġ? ni ré núaḋ
nó sáoire atá ann: agus a dubhairt si-
si, (biaiḋ) go maiṫ.
24. Ann sin do ċuir sí diallaid
ar asal, agus a dubhairt re na hóg-
laċ, tarruing, agus gluáis romhainn;
ná failliġ do ṁarcuiġeaċt ar mo ṡon-
sa, muna nabra mé riot é.
25. Marsin do imṫiġ sí, agus
ṫáinic go hóglaċ Dé go sliab Car-
mel: agus tárla a nuáir do ċonnairc
óglaċ Dé í a bfad uaḋ, go ndubhairt
sé re Gehasi a óglaċ, féuċ, sí súd
an Tsunamiteach:
26. Guiḋim ṫú, rioṫ anois na
coinne, agus abair ria, an bhfuiltear go
maiṫ agad? an bhfuiltear go maiṫ ag
ṫfear? an bhfuil an leanamh go maiṫ?
agus do ḟreagair sisi, gan ráḋ, atáthar
go maiṫ.
27. Agus a nuáir ṫáinic sí go
hóglaċ Dé gus an ccnoc, rug sí ar
cosaib air: aċt ṫáinic Gehasi a ngar
dá ccur uaḋ. Agus a dubhairt óglaċ
Dé, léig ḋi, óir atá a hanam ar na
ċráḋ innte: agus do ċeil an Tiġear-
na orumsa é, agus nior ṁin sé dam é.
28. Ann sin a dubhairt sisi, nar
iarr misi mac ar mo ṫhiġearna? naċ
dubhairt mé, ná meall mé?
29. Ann sin a dubhairt sé re Ge-
hasi, crioslaiġ do ċáol, agus glac
mo batasa ann do láim, agus imṫiġ
romhad: má ṫeagmann énduine riot ná
beannuiġ dó, agus má beannuiġionn énduine
ort, ná freagair é a ris: agus leag
mo bata ar aġaiḋ an leinim.
33. Agus a dubhairt maṫair an lei-
nim, mar ṁaireas an Tiġearna, agus
mar ṁaireas hanumsa, ni ṫréigfiḋ mé ṫú.
Agus d'éiriġ sé, agus do lean sé í.
31. Agus do gluáis Gehasi rom-
pa, agus do leag sé an bata ar a-
ġaiḋ an leinim, as ni raib guṫ nó
éisteaċt ann: uime sin do ċuáiḋ sé na
ċoinne sion a ris, agus d'innis dó, gá


ráḋ,

ráidh, nach bfuil an leanamh dúisighthe.
32. Agus a nuáir tháinic Elisa don
tigh, féuch do bhí an leanamh marbh, agus é
na luighe ar a leabthaidh sion.
33. Uime sin do chuáidh sé a steach,
agus do dhruid an doras orra aráon,
agus do ghuidh sé an Tighearna.
34. Agus do chuáidh sé súas, agus
do luidh sé ar an leanamh, agus do chuir
a bhéul ar a bhéul, 7 a shúile ar a shúilibh, 7
do shín sé é féin ar an leanamh, agus
dfás feóil an leinimh te.
35. Ann sin dfill sé, agus do shiu-
bhail sé an tigh síos agus súas, agus
do chuáidh sé, agus do shín sé é féin air:
agus do rinne an leanamh sróthfurtach
seacht nuáire, agus dfoscail sé a
shúile.
36. Agus do ghoir sé ar Ghehasi,
agus a dubhairt ris, goir an tSunami-
theachsa. Ar sin do ghoir sé í, agus a
nuáir tháinic si a steach chuige, a du-
bhairt seision, tóg súas do mhac.
37. Ann sin do chuáidh si a steach
chuige, agus do thuit si agá chosaibh,
agus do chláon i féin go nuige an tta-
lamh, agus do thóg súas a mac, agus
do chuáidh si amach.
38. Agus tháinic Elisa a rís go
Gilgal, agus do bhí gorta ann sa tír,
agus do bhádar mic na bfáidh na suidhe
na fhiadhnuise, agus a dubhairt seision re
na óglach, cuir síos an pota mór,
agus bruith praisech do mhacaibh na
bfáidh.
39. Agus do chuáidh duine amach
fán machaire do chnúasach luibhionn,
agus fuáir sé fineamhuin fhiadhuin, agus
do chruinnigh de sin bhuinneáin lán a osa,
agus tháinig, agus do ghearr iad a
bpota na praisigh, óir ni raibh a fhios
aca creud iad.
40. Ann sin do líonadar amach
praisech do na daoinibh re a ithe: agus
tárla a nuair do bhádar ag ithe na
praisigh gur éigheadar, agus go
ndubhradar, ó a óglaich Dé, atá bás
ann sa bpota: agus níor fhéadadar
ithe.
41. Acht a dubhairt seision, mai-
seadh tabhraigh chugam min; 7 do theilg sé
san pota í; agus a dubhairt sé,
dóirt uáit chum na ndaoineadh go nithid:
agus ni raibh dochar san pota.
42. Agus tháinic duine ó Bhaal-
salisa, agus tug chum óglaich Dé arán
do na céd tórthaibh, fithche builin eór-
na, agus déusa iomlán arba iona
ccáithleach féin: agus a dubhairt seision,
tabhair do na daoinibh go nithid.
43. Agus a dubhairt a sheirbhfoghan-
tuigh, creud fá ccuirfinnse so a bfiadh-
nuise chéad fear? a dubhairt seision
a rís, tabhair do na daoinibh go ni-
thid; óir is marso a deir an Ti-
ghearna, iosfuid, agus * biáidh fui- Eoin. 6.13
ghioll aca.
44. Ann sin do chuir sé sin iona
bfiadhnuise, agus a duadar, agus
do bhí fuighell aca, do réir bhréithre
an Tighearna.

---

## CAIB. 5.

Nois do bhí Naaman caiptin
slóigh Righ na Siria na dhui-
ne mór agá thighearna, agus
ro onórach, do bhrigh gur dá
thaóibh tug an Tighearna tár-
tháil do Shiria; do bhí sé mar an gcéad-
na na dhuine neartmhar a ngaisgidh, acht
do bhí sé na lobhar.
2. Agus do chuádar na Siriannaigh
amach na ccuideachtaibh, agus thugadar
bráighe leó as tír Israel, cailin
beag, agus do bhí si ag feithiomh ar
mhnáoi Naaman.
3. Agus a dubhairt si re na maighis-
treás? do bfearr liom go mbeith mo
thighearna ag an bfáidh atá a Samária:
óir do leighisiodh sé ón lubhra é.
4. Agus do chuáidh duine a steach,
agus dinnis dá thighearna gha rádh, is
marso

marḃo agus marḃo a deir an cai-
lin atá do ṫir Israel.
5. Agus a dubairt Riġ na Siria,
gluáis, imṫiġ romad, agus cuirfiḋ misi
litir ċum Riġ Israel. Agus do ġluáis
seision, agus rug leis deiċ ttallu-
ña airgid, agus sé míle píosa óir,
agus deiċ naṫarruiġ éadaiġ.
6. Agus ṫug sé an litir go Riġ
Israel, ġá ráḋ, anois a nuair ṫiuc-
fas an litirsi, féuċ do ċuir mé mo
ṡerbḟoġantuiġ Náaman ċugad, ċor
go leiġeostá é ón a lubra.
7. Agus tárla a nuáir do léiġ
Riġ Israel an litir, gur bris sé a
éadaċ, agus go ndubairt sé, an Dia
misi do ṁarbaḋ, agus do ḋéanam beó,
as a ccuirionn an fear so ċugam do
ṡlánuġaḋ duine óna lubra? ar a naḋ-
barsin guiḋim sib measuiḋ, agus féu-
ċuiḋ cionnus iarruis sé cionfáṫa ċu-
gam.
8. Agus is amluiḋ bí, a nuáir
do ċúaluiḋ Elisa óglaċ Dé, gur bris
Riġ Israel a éadaċ, do ċuir sé ċum
an Riġ ġá ráḋ, creḋ fár bris tú
héadaċ? tigeaḋ sé anois ċugamsa,
agus biáiḋ a fios aige go bfuil
fáiġ ann Israel.
9. Ann sin ṫáinic Náaman gun a
ṁarcsluaġ, agus gun a ċarbad,
agus do ṡeas sé ag dorus tiġe Eli-
sa.
10. Agus do ċuir Elisa teaċtaire
ċuige dá ráḋ ris, imṫiġ, agus niġ
tú féin ann Iordan seaċt nuáire, agus
tiucfaiḋ ṫfeóil ċugad a ris, agus
biáiḋ tú glan.
11. Acht do ġab fearg Náaman,
agus dimṫiġ roimhe, agus a dubairt
sé, féuċ do ṡaóil mé go ttiucfaḋ
sé amaċ ċugam go deiṁin, agus go
seasfaḋ, agus go ngoirfeaḋ air ainm a
Thiġearna Dé, agus go mbúailfeaḋ
a lám ós cionn a noċta, agus an lobar
do ṡlánuġaḋ.
12. Naċ fearr Abána agus Par-
phar, aibne Dhamascus, ná a bfuil
uisgeaduiḃ a Nisrael? naċ bféuduim
ionnlaḋ ionnta sin, agus beiṫ glan?
marsin do ḟill sé, agus dimṫiġ roi-
ṁe a bfeirg.
13. Agus ṫangadar a ṁuintir ċui-
ge, agus do labradar ris, 7 a dub-
radar, ó a aṫair, dá nabraḋ an fáiḋ
riot ni mór éigin do ḋéanam, naċ déantá
é? naċ ro mó ná sin a nuáir a deir
sé riot, ionnail, agus bí glan.
14. Ann sin do ċuaiḋ sé sios, agus
do ṫom sé é féin seaċt nuáire ann Ior-
dan, do réir mar a dubairt óglaċ Dé:
agus ṫáinig a ḟeóil a ris mar ḟeóil
leiniṁ biġ, * agus do bí sé glan. *Luc. 4. 27.
15. Agus dfill sé ċum óglaiċ Dé,
é féin agus a ċuideaċta uile, agus
ṫáinic, agus do ṡeas sé dá laṫair:
agus a dubairt sé, féuċ, anois aiṫni-
ġim naċ bfuil Dia air biṫ air an ttalum
uile, aċt a Nisrael: anois ar a
naḋbarsin, glac tiodlacaḋ ód ṡearb-
ḟoġantuiġ.
16. Aċt a dubairt seision, mar
ṁaireas an Tiġearna a laṫair a seasuim,
ni ġlacfa mé énní uait: aċt do bí sé
dá ṡáruġaḋ, ionnus go nglacfaḋ,
agus do diult seision é.
17 Agus a dubairt Naáman, maiseaḋ
naċ ttiubartar dot ṡearbḟoġantuiġ
eire dá ṁuille do ċré fóig: óir ni
ofráilfiḋ do ṡearbḟoġantuiġ ó so
amaċ ofráil loisge nó iodbuirt do
deeib ar biṫ oile, aċt don Tiġear-
na.
18. Ann sa nise go ttuga an
Tiġearna maiṫeamnus dot ṡearbḟoġan-
tuiġ, a nuáir raċus mo ṁaiġistir
go tiġ Rimmon do ḋéanam aḋarṫa
ann sin, agus go luiḋfe sé ar mo láim-
se, agus go ccromṫuiḋ misi mé féin
a ttiġ Rimmon: a nuair ċromṫas misi
mé féin sios a ttiġ Rimmon, go
ttuga an Tighearna maiṫeamnus dot
ṡearbḟoghantuigh ann sa nise.
19. Agus a dubairt seision ris,
imṫigh a sioṫċáin: marsin dimṫigh sé
uaḋ beagán don tslighe.
20. Aċt a dubairt Gehasi, searbḟo-

ġanṫṡġ Elisa oglaiċ Dé, féċ do ċoigil mo ṁaiġistir Náaman an Siṡianaċ, naċ ar ġlac sé as a láimh an nise tug sé leis: as mar ṁairios an Tiġerna, riṫfiḋ misi na ḋiaiġ, agus béinfiḋ mé ni éigin de.

21. Aṁar sin do lenn Gehasi Náaman, agus a nuair do ċonnaic Náaman ag riṫ é, táinic sé a nuas as a ċarbad na ċoinne, agus a dubairt, an bfuil gaċ éinni go maiṫ?

22. Agus a dubairt seision, atáid go maiṫ uile: do ċuir mo ṁaiġistir mé, dá ráḋ, féuċ táinig ċugam anois ó ṡliab Ephraim dias óganaċ do ṁacaib na bfáiḋ, guiḋim thú, tabair dóib tallann airgid, agus dá aitġearraċ culaḋaċ.

23. Agus a dubairt Náaman, bi sásaimhgeċ, beir leat dá tallann, agus do ċoiméignig sé é, agus do ċengail sé dá tallann airgid an dá ṁála, agus dá ċulaiḋ éudaiġ, agus do ċuir ar diṡ dá ṁuintir iad, agus do iomċradar roimhe iad.

24. Agus a nuáir táinic sé ċum an túir, do ġlac sé as a láimhaib iad, agus do ṫaisgiḋ a ttiġ áiriġ iad: agus do léig do na daoinib imṫeaċt, agus do imṫiġeadar.

25. Acht do ċuaiḋ seision a steaċ, agus do ṡeas a laṫair a ṁaiġistir, agus a dubairt Elisa ris, cáit as a ttáinic tusa, a Ghehasi? agus a dubairt seision, ni ḋeaċaiḋ hóglaċ a nén ball.

26. Agus a dubairt seision, naċ ḋeaċaiḋ mo ċroiḋe-si leat a nuáir do ḟill an tóglaċ a ris ó na ċarbad do ṫeagmáil ort? an am airgid do ġlacaḋ so, agus éudaiġ do ġlacaḋ, agus gáirdinigh ola, agus fineamhna, ⁊ cáoraċ, agus daim, agus seirbiseaċ fear, agus ban?

27. Ar a nadbarsin cengolaiḋ lubra Náaman diotsa, agus dot ṡliocht go braṫ: agus do ċuaiḋ sé amaċ as a fiaḋnaise na lobar coimgeal re sneaċta.

## CAIB. 6.

Agus a dubradar mic na bfáiḋ re Helisa, féuċ, anois atá an náit iona ccommuiġemiḋ do ḟoċair ro cumang againn.

2. Guiḋmid thú, imṫiġemaoid go Iordan, agus tabraḋ gaċ aon againn taobán leis as sin, agus déanam áit dúinn féin an sin iona mbiam ar ccomnaiġe. Agus do freagair seision, imṫiġiḋ roimhaib.

3. Agus a dubairt aon diob, guiḋim thú, bi aontaḋach, agus tárr féin lé do ṡeirbiseċaib: Agus do freagair seision, raċad.

4. Ann sin do ċuaiḋ sé léo: agus a nuair tangadar go Iordan do ġearradar adhmad.

5. Acht mar do bi duine aca ag leagaḋ croinn, do ṫuit iarann na tuaiġe don sa nabainn: agus do éiġ seision, agus a dubairt, uch, a ṁaiġistir, óir air iasaċt do tugaḋ í.

6. Agus a dubairt óglaċ Dé ris, cáit ar ṫuit sí? agus do ṫaisbéin sé a náit dó: agus do ġearr seision maide, agus do ṫeilg ann é, agus do ṡnáṁ an tiarann.

7. Uime sin ar seision, tóg súas ċugad é: agus do ċuir sé a lám amaċ, agus do tóg chuige é.

8. Ann sin do riṅe Riġ na Siria cogaḋ a naġaiḋ Israel, agus do riṅe sé comhairle re na ṁuintir dá ráḋ, ann sa náit-si agus ann sa náit-si biaṡ mo campa.

9. Agus do ċuir óglaċ Dé fios ċum Riġ Israel, ga ráḋ, bi ar do ċoiméud gan gabáil ann a leiteid so ḋáit: óir tangadar na Siriaiġ a nuas ann sin.

10. Agus do ċuir Riġ Israel gus a náit do innis óglaċ Dé dó, agus a

ttug

ttug rabhaḋ ḋó ḋá ṫaóib, agus do
ḋídin sē é féin air sin ni h-aon uair nó
dá ḋó.

11. Ar a naḋbharsin do bí croiḋe
Ríġ na Siria ro ḃúaiḋeartha fán nise:
agus do ġoir sē amaċ a ṁuintir, agus
a duḃairt riú, naċ ttaisbéantaoi ḋam-
sa cia aguinn atá ar son Ríġ Is-
rael?

12. Agus a duḃairt óglaċ dá ṁuin-
tir; ní ḃfuil aon duine, a ṫiġearna mo
Ríġ: ar Elisa, an fáiġ atá ann Is-
rael, innisis do Ríġ Israel na bria-
ṫra labhras tusa ann do ṡeómra leap-
ṫa.

13. Agus a duḃairt seision, imṫi-
ġiḋ, agus braiṫiġ cáit a ḃfuil sé,
go ccuirinnsi dá ṫabhairt ċugam é: agus
do hinniseaḋ ḋó, féuċ, atá sē ann Dó-
tan.

14. Uimesin do ċuir seision ann
sin eiċ agus carbuid, agus slúaġ
mór: agus ṫangadar san oiḋċe
timċioll na caiṫreaċ fá gcúairt.

15. Agus an tan do éiriġ searḃfo-
ġantuiġ óglaiċ Dé, agus do ċuáiḋ
amaċ, féuċ, do bí slúaġ timċioll na
caiṫreaċ maille re heaċuiḃ, agus
le carbaduiḃ: agus a duḃairt a ṡearḃ-
ḟoġantuiġ ris, mo ṫrúaiġe, a ṁai-
ġistir, creud ḋéanam?

16. Agus do ḟreaġair seision é,
* 2 Croin. 32. 7.
ná bioḋ eagla ort; óir an * drong
atá linne, is mó iad náid a ḃfuil leó-
san.

17. Agus do ġuiḋ Elisa, agus
a duḃairt, a Ṫhiġearna, guiḋim ṫú,
fosguil a ṡúile go ḃfaiciġ sé: agus
dfosguil an Tiġearna súile an ógá-
nuiġ, agus do ċonnairc sé, agus féuċ
do bí an sliaḃ lán do eaċuiḃ, agus
do ċarbaduiḃ teinntiġe timċioll Elisa
fá ccuáirt.

18. Agus a nuair ṫangadar a nuas
ċuige, do ġuiḋ Elisa an Tiġearna,
agus a duḃairt, guiḋim ṫú búail an
ṁuintirse le daille: agus do ḃúail sē
iad lē daille, do réir ḟocail Eli-
sa.

19. Agus a duḃairt Elisa riu, ni
hí so an tsliġe, ni mó sí so an ċa-
ṫair: leanuiḋ misi, agus béaruiḋ mē sib
go nuige an duine iarṫaói: ar do
ṫreóruiġ sē go Samária iad.

20. Agus tárla an tan ṫanga-
dar a steaċ ga Samária, go nduḃairt
Elisa, a Ṫhiġearna, fosguil súile
na muintirese go ḃfaicfid siád: agus
dfosguil an Tiġearna a súile, agus
do ċonncadar, féuċ, go rabhadar a
lár Shamária.

21. Agus a duḃairt Ríġ Israel re
Elisa, a nuair do ċonnairc sē iad, a
aṫair, an mbúailfiḋ mē iad? an mbúail-
fiḋ mē iad?

22. Agus do ḟreaġair seision, agus
a duḃairt, ni buáilfiḋ tú iad: an mb-
úailfeá an lus do gab tú na bpriosú-
naċaiḃ led ċloiḋeam agus led boġa?
cuir arán agus uisge na ḃfiáġnuise,
ċor go niosuid, agus go nibid ní,
agus go ttéiġid ċum a maiġistir
féin.

23. Agus do ġléus sē biaḋ mór
ḋóiḃ, agus a nuáir a duádar biaḋ,
agus do ibeadar deoċ, do ċuir
sē ar siubal ċum a maiġistir iad:
marsin ni ṫangadar buiḋne Shiria ó
sin amaċ go tír Israel.

24. Agus tárla na ḋiaiġ so, gur
ċruinniġ Ben-hadad Ríġ na Siria a
ṡluaġ uile, agus go ndeaċaiḋ súas,
agus gur ṡuiġiḋ a ṡlúaġ ag Samá-
ria.

25. Agus do bí gorta ṁór a Sa-
mária: agus féuċ, do bádar na bun
nó go reacṫáoi ceann asuil ar ċeiṫre
fiċċid piosa airgid, agus an ceaṫra-
ṁaḋ cuid do sbrogaille coluim gun
a ṡalċar ar ċúig piosa airgid.

26. Agus mar do bí Ríġ Israel ag
gabáil ṫort ar an mballa, do éiġ
bean air, ga ráḋ, cabhair so, mo ṫi-
ġearna a Ríġ.

27. Agus a duḃairt seision, muna
ḃfúrtuiġeann an Tiġearna ort, cionnus
ḟéadfuimsi furtaċt ort? ann as urlár
an sciobóil, nó as cantaóir an
ḟiona?

28. Agus a duḃairt an Ríġ ria,

creud

cred do imṫiġ ort? agus do ḟreg-
gair sisi, an ḃeansa a dubhairt riom,
tabhairsi do ṁac go nitiom é a niuġ,
agus iosam mo ṁacsa a márach.

*Deut. 28. 53. 29. Mar sin do bruiṫeamar mo * ṁacsa, agus a duámar é: agus a dubhairt misi ria ar na ṁárach, ta-bhairse do ṁac duinn go ntiom é: a-gus dfolaiġ sisi a mac féin.

30. Agus tárla a nuair do ċualaiḋ an Riġ briaṫra na mná, gur ṙeub sé a éadaċ, agus do ġab ṫort ar an mballa, agus daiṁiġ an pobal air, a-gus féuċ do bí saiċéadaċ táob a sdiġ ar a ċorp.

31. Ann sin a dubhairt sé, go ndéar-na Dia marsin riomsa, agus nios mó fós, má ṡeasann ceann Elisa ṁic Saṗat air a niuġ.

32. Acht do bí Elisa na ṡuiḋe iona ṫiġ, agus na sinnsir na suiḋe na ḟochair, agus do ċuir an Riġ duine uaḋ dá raib ag feiṫiom air: ach sul ṫáinig an teachtaire ċuige, a dubhairt sé ris na seanoiribh, féuċaiḋsi mar do ċuir macsa an dúnṁarbhṫóra duine do buain mo ċinn díomsa? tabhraiḋ dá bhur naire a nuair ṫiocfas an teachtaire, druidiġ an dorus, agus congṁaiḋ go daingion é ag an ndorus; nach bfuil torann cos a ṁaiġistir na diáiġ?

33. Agus an fad do bí sé fós ag comráḋ riu, féuċ, ṫáinic an teachtaire a núas ċuige: agus dubhairt seision, féuċ is ón TTiġearna tig an tolcsa, cred fá mbéinnsi ag feiṫiom air an TTiġearna ni as faide?

---

CAIB. 7.

ANN sin a dubhairt Elisa, éis-tiġsi briaṫra an Tiġear-na, mar so a deir an Tiġ-earna, a márach timċioll na huairesi reacfuiġear miosúr do plúr fíngealta ar Shecel, agus dá miosúr eórna ar Shecel a ngeata Shamária.

2. Ann sin, tiġearna ar léig an Riġ a ċeann air a láiṁ, do ḟreagair sé dóg-laċ Dé, agus a dubhairt, féuċ dá ndéarnaḋ an Tiġearna fuinneóga ar ḟlaiṫeamnus, nar bféidir an nise beiṫ mar so,? agus a dubhairt seision, féuċ do ċifiḋ tusa led ṡúilib é, acht ni iosa tú éinni de.

3. Agus do bádar ceaṫrar do ḋaói-nib lubhraiġ ag dul a steach an ġea-ta: agus a dubhradar gach aon ré ċéile, cred fá suiġmid annso go bfaġam bás?

4. Má deirmid, raċam a steach don ċaṫraiġ, atá an ġorta san ccaṫraiġ, agus do ġeabam bás ann-sin: agus má ṡuiġemid annso a ccom-nuiġ do ġeabam bás mar an gcéadna. Anois ar a naḋbharsin déanam, agus teiṫiom go slóġ na Siriánach; má ċumdaiġid béo sinn, biam béo: agus má ṁarbhaid sinn, ni bfuiġiom acht bás.

5. Agus do éirġeadar suas do moċṫráṫ, do ḋul a bforslungṗort na Siriánach: agus a nuair ṫangadar gus an ccuid dob ḟaide amaċ do ċampa na Siriánach, féuċ ni raibh éanduine ann sin.

6. Oir ṫug an Tiġearna ar ṡlúaġ na Siriánach, torann mór carbad agus torann marcsluaġ do ċluinsean, eadhon torann sloiġ ṁóir: agus a du-bhradar gach aon ré ċéile, féuċ dfos-tóiġ Righ Israel Righṫe na Hiti-teaċ ar naghaiḋ, agus Righṫe na Négipteaċ do ṫeaċt orruinn.

7. Ar a naḋbharsin do éirghea-dar, agus do ṫeiṫiodar a moċa laói, a-gus dfágbadar a lóistiniġ, agus a neiċ, agus a nasail, eadhon an campa mar do bí sé, agus do ṫeiṫiodar ar son a nanma.

8. Agus a nuair ṫangadar no lo-bhairsi don ċuid amuiġ don ċampa, do ċuadar go héanpáilliun, agus a dúa-dar, agus do ibeadar ni ann, agus rugadar as sin ór, agus airgiod, a-gus éadaċ, agus do imṫiġeadar, agus

do

do ḟolċadar sin; agus ṫangadar a
a ris, agus do ċuadar a sdeaċ a
bpáilliún oile, agus rugadar leó
as sin mar an gcedna, agus dimṫi-
ġeadar, agus dfolċadar é.
9. An sin a dubhairt gaċ fear re ċéile
dhíobh, ní maiṫ do nimid: is lá deiġ-
scéul an lá a niugh, agus atámaoidne
ar ttost: má ḟanmaoid go solus na
maidne, ann sin tiucfaidh olc éigin
orrainn: anois ar a nadhbharsin déunam,
agus innsiom do ṁuintir an Righ.
10. Mar sin ṫangadar, agus do
ġoireadar ar dhoirseóir na caiṫreaċ,
agus do innsiodar dóibh dá rádh, ṫan-
gamairne go campa na Siriánach,
agus féuċ ní raibh duine ann sin nó guṫ
duine, acht eiċ ċeangailte, agus as-
sail ċeangailte, agus na cábáin mar
do bhádar.
11. Agus do ġoir seision na doir-
seóiriġ oile, agus dinnseadar sin a
stiġ a ttiġ an Riġ.
12. Agus d'éiriġ an Riġ ann sa
noidhċe, agus a dubhairt re na searb-
ḟoġantuiḃ, taisbeanfuidh mé díbh anois
creud do rinneadar na Siriánuiġ orrainn:
atá a ḟios aca go bfuil ocras orrainne,
uime sin do ċuadar amaċ as an ccam-
pa da bfolaċ féin ann sa maċaire, dá
rádh, a nuair tiocfuid siad amaċ as
a ccaṫraiġ, béuramne orra beó,
agus raċam a sdeaċ san ccaṫraiġ.
13. Agus do ḟreagair duine dá ṁuin-
tir é, agus a dubhairt, guidhim thú,
glacadh cuid éigin dona heachaibh
ṁaireas ann sa ccaṫraiġ (féuċ ataid
siad mar uile ṡluaġ Israel do fág-
badh beo innte, féuċ, a deirim, ataid
siad mar iomadamhlaċt na Nisraeliteaċ
uile noċ do ḟuair bás) agus cuireem
amaċ agus féuċam.
14. Do ġlacadar ar a nadhbharsin
diaś dechaibh carbuid, agus do
ċuir an Riġ a ndiáiġ na Siriánaċ iad,
ga rádh, éiriġidh, agus féuċaidh.
15. Agus do ċuadar na ndiaiġ go
Iordan, agus féuċ do bhí an tsliġe
lán déudaiġibh, agus do soiṫiḃ,
noċ do ṫeilgeadar na Siriánuiġ uata
iona ndeiṫnios: agus dfilleadar na
teaċta, agus dinnsiodar sin don
Riġ.
16. Agus do ċuaidh an pobal amaċ,
agus do airgeadar lóistiniġ na Siria-
nach, ionnus gur reacadh miosúr do
ṗlúr ḟinéalta ar Shecel, agus dá
ṁiosúr eórna ar shecel, do réir
bréiṫre an Tiġearna.
17. Agus do órduiġ an Riġ don
tiġearna a léigeadh sé a ṫrom ar a láiṁ,
cúram an ġeata do beiṫ air; agus do
saltradar an pobal air ann sa ġeata,
agus déuġ sé, mar a dubhairt óglaċ
Dé, noċ do labhair sé a nuair ṫai-
nic an Riġ síos ċuige.
18. Agus tárla mar do labhair
óglaċ Dé ris an Riġ, ga rádh, biaidh
dá ṁiosúr eórna ar Shecel, agus
miosúr do ṗlúr ḟinealta ar Shecel
a máraċ timċioll an namasa a máraċ
an geata Shámaria:
19. Agus do ḟreagair an tighearna úd
óglaċ Dé, agus a dubhairt, féuċ, dá
ndéanadh an Tighearna fuinneóga ar
flaiṫeamhnus, nar bfeidir a leiṫeid
sin do beiṫ? agus a dubhairt seision,
féuċ, do ċífe tusa led ṡúilibh é, gidheadh
ní iosa tú de.
20. Agus is marsin deiriġ dó; óir
do saltradar an pobal air ann sa gheata,
agus fuair sé bás.

## CAIB. 8.



N sin do labhair Elisa ris an* * Caib. 4. 35.
mnáoi ar aiṫbeoghuidh sé
a mac, ghá rádh, éirigh,
agus imtigh ṫusa agus
muintir do ṫighe, agus
dána cuáirt gidh bé áit a bféudfa tú
comnuidhe: óir do ghoir an Tighear-
na ar ghorta, agus tiucfaidh sí mar
an

an gceadna ar an ttír seacht mbliadh-
na.

2. Agus d'éirigh an bhean, agus do
rinne do réir bhréithre óglaich Dé, a-
gus dimthigh sí maille re muintir a
tighe, agus do rinne sí comhnuidhe a
ccrích na bhFilistineach seacht mbliadhna.

3. Agus tárla a ccionn na seacht
mbliadhan gur fhill an bhean as crích na
bhFilistineach: agus do chuaidh amach
do ghairm ghlaoidh ar an Righ fá na tigh, agus
fá na fearann.

4. Agus do chomhráidh an Righ re
Gehasi searbhfhoghantuigh óglaich Dé,
gha rádh, guidhim thú, innis dam na huile
neithe móra dá ndearna Elisa.

5. Agus tárla mar do bhí sé dá
innisin don Righ mar do aithbheoghuidh sé
duine marbh, féuch gur éigh an bhean,
ar aithbheoghuidh sé a mac, ar an Righ
ar son a tighe, agus a fearuinn. A-
gus a dubhairt Gehasi, ó mo thigh-
earna a Righ, sí so an bhean, agus sé
so a mac ar aithbheoghuidh Elisa é.

6. Agus a nuáir dfiafruigh an
Righ don mhnaoi, do innis sí dhó. Ann-
sin dórduigh an Righ oifigeach áirighe dhi,
gha rádh, aisig gach ar bhuáin léithe, a-
gus toradh a fearuinn uile ón ló fá ar
fhág sí an fearann gus a nois.

7. Agus tháinic Elisa go Damas-
cus, agus do bhí Ben-hadad Righ na
Siria tinn, agus do hinnseadh dhó, dhá rádh,
tháinic óglach Dé ann so.

8. Agus a dubhairt an Righ re Ha-
sael, glac tiodhlacadh ad láimh, agus
imthigh a ccoinne óglaich Dé, agus fiaf-
ruigh don Tighearna maille leis, gha
rádh, an néireochuidh misi as an ttinnes
so?

9. Annsin do chuaidh Hasael na
choinne, agus tiodhlacadh leis, eadhon do
gach uile ní maith dá raibh an Da-
mascus, úalach dhá fhichiod cámall, a-
gus tháinic sé, agus do sheas da la-
thair, agus a dubhairt, do chuir do mhac
Ben-hadad Righ na Siria misi go nuige
thú, gha rádh, an ttiucfa mé ón ttinnes
so?

10. Agus a dubhairt Elisa ris, éi-
righ, abair ris, is féidir leat go deimhin
teacht as: gidheadh do thaisbéin an Tigh-
earna damhsa go bhfuighe sé bás ar
gach sligheadh.

11. Agus gidh gur shocraidh sé
a ghnúis go tromdha, agus gur chonnuigh
leis a bhfad, fá dheoigh do ghuil óglach
Dé.

12. Agus a dubhairt Hasael, cread
fa nguileann mo thighearna? agus do
fhreagair seision, do bhrigh go bhfuil a
fhios agum an tolc do dhéanas tusa
do chloinn Israel: cuirfidh tú a ndaingh-
neacha láidre tre theine, agus marbh-
fidh tú a ndaoine óga leis an gcloidh-
eamh, agus sciosfaidh tú a cclann, a-
gus scoiltfidh tú a mná torrcha.

13. Agus a dubhairt Hasael, as
cread an madradh do shearbhfhoghantuigh
as a ndéanadh sé an ní mórsa? a-
gus do fhreagair Elisa é, do thaisbéin
an Tighearna damhsa go mbia tusa ad
Righ ós cionn na Siria.

14. Annsin dimthigh sé ó Elisa,
agus tháinic sé go nuige a mhaighistir,
noch a dubhairt ris, cread a dubhairt E-
lisa riot? agus do fhreagair seision,
dinnis sé dam go ttiucfása as go
deimhin.

15. Agus tárla ar na mhárach
gur ghlac sé sledach reamhar, agus gur
thum a nuisge é, agus gur leathnuigh
ar a aghaidh é, ionnus gur éug sé:
agus do rioghadh Hasael na áit.

16. Agus annsa cúigeadh bliadhain
do Ioram mac Ahab Righ Israel, ar
mbeith do Iehosaphat an tansin na
Righ Iúdah, do thosuigh * Iehoram
mac Iehosaphat Righ Iúdah a rio-
ghadh.

17. Dhá bliadhain agus triochad
do bhí sé daóis a nuáir do thosuigh
sé righe, agus do bhí na Righ ocht
mbliadhna ann Ierusalem.

18. Agus do shiubhail sé a slighe
Righthe Israel, mar do rinne tigh
Ahab; óir do bhí inghean Ahab a bhean;
agus do rinne sé olc a radharc an Ti-
ghearna.

19. Gidheadh níor bháill leis an tTigh-
earna

* 2 Cron. 21.

ġrna Iúdah do sgrios a nonóir a
* 2 Sam. 7. 13. searḃsoġantaiġ Dáibi, mar *do ġeall sé
go ttiubraḋ solus dó a ccomnuiġe,
agus dá ċloiñ.
20. Iona laeṫibsion do ċuaiḋ Edom
ó beiṫ fuoi láim Iúdah, agus do ri-
ñeadar Riġ orra féin.
21. Assarsin do ċuaiḋ Ióram anoñ
go Sair, agus na carbuid uile leis,
agus d'éiriġ sé san noiḋċe, agus do
ḃuail na Hedomitiġ, noċ táinic gaċa
táoba de: agus do ṫeiṫeadar caip-
tiniġ na ccarbad, agus an pobal
dá bpáilliúnaiḃ.
22. Giḋeaḋ dimṫiġ Edom ó beiṫ
fuoi láim Iúdah gus a niuġ: añ sin
dfill Libnah uaṫa a núġ ċéadna sin.
23. Agus an ċuid oile do ġníomaiḃ
Ióram, agus a nuile ní dá ndéarna sé,
naċ bfuilid sgríobṫa a leabar cromice
Ríoġ Iúdah?
24. Agus do ċodail Ióram agá ai-
ṫriḃ, agus do haḋlaiceaḋ é a bfoċair a
aiṫreaḋ a gcaṫraiġ Dháibi, agus do
* 2 Cron. 22. 1. ríoġaḋ Ahasiah * a ṁac na áit.
25. Añsa dara bliaḋain déug do
Ióram mac Ahab Riġ Israel do ṫosaiġ
Ahasiah mac Iehóram Riġ Iúdah
riaġlaḋ.
26. Dhá bliaḋain agus fitċe
daóis do bí Ahasiah a nuair do ṫosaiġ
sé ríġe, agus do bí na Riġ áon
bliaḋain amáin añ Ierusalem: agus
dob é ainm a ṁaṫar Ataliah ingean
Omri Riġ Israel
27. Agus do' siubail sé a sliġe
tiġe Ahab, agus do riñe sé olc a
radarc an Tiġearna, mar do riñe tiġ
Ahab: óir fa cliamain do tiġ Ahab
é.
28. Agus do cuaiḋ sé le Ióram
ṁac Ahab ċum cogaiḋ a naġaiḋ Ha-
sael Riġ na Siria a Ramot-gilead,
agus do loiteadar na Sirianaiġ Ió-
ram.
29. Agus do cuaiḋ an Riġ Ióram
ar ais go Iesreel dá leiġios ó na
cneadaiḃ tugadar na Sirianaiġ air a
Rámot a nuair do ṫroid sé a naġaiḋ
Hasael Riġ na Siria: agus do ċuaiḋ
Ahasiah mac Ióram Riġ Iúdah síos
dféuċain Ióram mic Ahab go Iesreel,
do bríġ go raiḃ sé tiñ.

CAIB. 9.


AGus do ġoir Elisa an fáiġ
air aon do ċloiñ na bfáġ,
agus a dubairt sé ris,
criosluiġ suas do ċáol,
agus glac an boxa olasa
añ do láim, agus imṫiġ go Rámot-
gilead.
2 Agus a nuair ṫiucfas tú añsin,
iarr Iehu mac Iehosaphat, mic Nim-
si añsin, agus imṫiġ a steaċ, agus
tabair air éirġe ó a beiṫ a measc a
dearbraiṫreaċ, agus beir leat a seómra
a bfad a steaċ é.
3. Añsin * glac an boxa ola, * 1 Riogh. 19. 16.
agus dóirt ar a ċeann é, agus abair
ris, is marso a deir an Tiġearna, do
ungaiḋ mé tú ad Riġ ós cioñ Israel:
añsin fosguil an dorus, agus teiṫ,
agus ná dean comnuiġe añ.
4. Assarsin do ċuaiḋ an tógánaċ
sin, eadoñ an tógánach an fáiḋ, go
Rámot-gilead.
5. Agus a nuáir táinic sé, féuċ
do bádar caiptiniġ an sloiġ na suiḋe;
agus a dubairt seision, atá teaċtaireaċt
agum ċugad a ċaiptin. Agus a du
bairt Iehu, cia aguinn diñ uile? agus
a dubairt seision, atá ċugadsa, a
ċaiptin.
6. Agus d'éiriġ seision, agus do
ċuaiḋ don tiġ, agus do dóirt sé a
nola ar a ċeann, agus a dubairt ris, is
marso deir an Tiġearna Dia Israel,
do ung mé tú ad Riġ ós cioñ pobail an
Tigheaṙna, eadhon ós cioñ Is-
rael.
7. Agus búailfiḋ tú tiġ Ahab do
maiġistir, ar ċor go ndioġóla misi
fuil mo searbfoġantaċ na bfáġ, agus fuil

ſerbiſeaċ an Tiġearna uile ar * láim
Ieſebel.

* 1 Riogh. 21. 15.

8. Oir ſcrioſfuiġtear tiġ Ahab
uile, agus * gearrfa mé ó Ahab an
té múnas a naġaidh an balla, agus
an té druidter ſuas, agus atá ar
fágbáil an Iſrael.

* 1 Riogh. 14. 10. & 21. 21.

9. Agus do dénam tiġ Ahab
coſmhuil re tiġ * Ieroboam mic Né-
bat, agus coſmhuil re tiġ * Bhaa-
ſa mic Ahiah.

* 1 Riogh. 14. 10. & 21. 22.
* 1 Riogh. 16. 3.

10. Agus ioſaid na madraidh Ie-
ſebel a bpoirtion Ieſreel, agus ni
biáidh áonduine adhlacas í: agus dfoſ-
cuil ſé an doruſ, agus do teich
ſé.

11. An ſin táinic Iehu amaċ ċum
ſerbiſeaċ a thiġearna, agus a dubhairt
duine riſ, an bfuil gaċ éinni go maiṫ,
creud fá ttáinic an fear buile ſo ċu-
gad? agus a dubhairt ſé riu, atá
fios an duineſi agus a ċomrádh agaibh-
ſi.

10. Agus a dubhradarſan, ar bréagaċ
ſin, innis duinn anois: agus a dubhairt
ſeiſion, marſo agus marſo do la-
bhair ſé riomſa, ġa rádh, is marſo a
deir an Tiġearna, do ung mé tú ad
Riġ ós cionn Iſrael.

13. An ſin do deiṫfriġeadarſan, a-
gus do ġlac gaċ aon a ſdoach, a-
gus do ċuireadar fáoi é ar uaċtar
an ſtaiġre, agus do ſéideadar ré
ſtocaibh, ġa rádh, ſé Iehu an Riġ.

14. Marſin do ċuáidh Iehu mac Ie-
hoſaphat mic Nimſi a naġaidh Ió-
ram: (anois do coimeád Ióram Ra-
mot-gilead, é féin agus Iſrael uile,
ar eagla Haſael Riġ na Siria.

15. Acht dfill * an Riġ Ióram
dá leiġios go Ieſreel ó na cneadaibh
tugadar na Sirianaiġ dó, a nuair
do troid ſé ré Haſael Riġ na Si-
ria) agus a dubhairt Iehu, mas é ſo
is inntinn daoibh, anſin ná himtiġeadh
ſduine, agus na léigidh ſduine do
dul amaċ as an gcaṫraiġ, do radhadh
da innſin an Ieſreel.

* Caib. 8. 29.

16. Marſin dimṫiġ Iehu a ccar-
bad, agus do ċuáidh go Ieſreel:
(óir is ann ſin do bí Ióram na luiġe)
agus táinic Ahaziah Riġ Iú-
dah a nuas dfeuċain Ióram.

17. Agus do ſeas fear faire ar
tor an Ieſreel, agus do ċonnairc ſé
cuideaċta Iehu ag teaċt, agus a du-
bhairt, do ċim cuideaċta: agus a du-
bhairt Ióram, fag marcaċ, agus éir-
geadh na ccoinne, agus abradh, an ſio-
ċáin í?

18. Mar ſin do ċuáidh duine ar
eaċ do teagmáil riſ, agus a dubhairt
ſé, is mar ſo a deir an Riġ, an
ſioċcáin í? agus a dubhairt Iehu, cred
atá uaitſe ar ſioċcáin; tárr táobh
ſiar diom. Agus dinnis fear na faire,
ġa rádh, do ċuáidh an teaċtaire go nuige
iad, aċt ni bfuil ſé ag teaċt a riſ.

* 1 Riogh. 19.

19. An ſin do ċuir ſé an dara
duine amaċ ar eaċ, noċ táinic ċugta-
ſan, agus a dubhairt, is marſo a deir
an Riġ, an ſioċcáin í? agus do
freagair Iehu, cred atá uáitſi ar ſioċ-
ċáin? tárr táobh ſiar dhiom.

20. Agus dinnis fear na faire, ġa
rádh, táinic ſé go nuige iad, agus
ni bfuil ſé ag teaċt a riſ. agus is
coſmhuil an tarraingſo lé tarraing
Iéhu, mic Nimſi: óir tairringidh ſé
go dáſaċ.

22. Agus a dubhairt Ióram, bithi
réidh; agus do hinnleadh a ċarbad dó.
Agus do ċuáidh Ióram Riġ Iſrael,
agus Ahaziah Riġ Iúdah amaċ, gaċ
áon an a ċarbad, agus do ċúadar
amaċ a naġaidh Iehu, agus tárla
riſ iad a bfearann Nábot an Tieſre-
liteach.

22. Agus tárla a nuáir do ċon-
nairc Ióram Iehu, go ndubhairt ſé, an
ſioċcáin, a Iehu? agus do freagair
ſeiſion, cred i an tſióċcáin, an fad
bias ſtriopacus do maṫarſa Iese-
bel, agus a piſeoga coimlionmar
ſin?

23. Agus do iompóiġ Ióram a
lám, agus do teiṫ ſé, agus a du-
bhairt ré Ahaziah, atá feall ann, ó
Ahaziah.

24. Agus do tarraing Iehu boga
le

le na neart iomlán, agus do ḃúail sé
Iehóram idir a riġiḃ, agus do ċuáiḋ
an tsoiġeaḋ amaċ aġá ċroiḋe, agus
do ṫuit sé síos iona ċarbad.
25. Ann sin a duḃairt Iehu re Bid-
car a ċaiptin, tóg suas agus teilg
é a bporrsion ferainn Nábot an Ti-
sreelitéċ: óir cuimniġ a nuair do
bí misi agus tusa ag marcuiġeaċt a
bfoċair a ċéile a ndiaiġ Ahab a aṫar,
* 1 Riogh. 21. 19. gur leag an * Tiġearna an túalaċ-sa
air.
26. Go deimin do ċonnairc mé a né
fuil Nábot, 7 fuil a maċ, arsa an Ti-
ġearna, agus cúiteoċuiḋ mé riot-sa
ann-sa náitsi, ar sa an Tighearna.
Anois ar a naḋḃar-sin tóg, agus
teilg é ann-sa ghárrḋa, do réir
bréitre an Tighearna.
27. Aċt an tan do ċonnairc Ahariah
Righ Iúdah sin, do ṫeiṫ sé a slighe
an gháirdin, agus do lean Iehu é na
diáigh, agus a duḃairt, buailiḋ eision
mar an gcéona ann-sa ċarbad: agus
do rinneadar sin ag árd Gur, noċ atá
láim ré Ibleam: agus do ṫeiṫ sé go
Megiddo, agus fuair sé bás ann-
sin.
28. Agus rugadar a searbfoġan-
tuiġe leó a ccarbad é go Hierusa-
lem, agus do haḋlaiceaḋ iona ṫúama
é bfoċair a aiṫreaḋ a ccaṫruiġ Dhái-
bi.
29. Agus ann-sa naónmaḋ bliaḋain
déug do Ióram mac Ahab do ṫosuiġ
Ahariah a rioġaċt ós cionn Iúdah.
30. Agus a nuair ṫáinic Iehu go
Hiesreel, do ċúala Iesebel é, agus
do ḋealb sí a haġaiḋ, agus do ḋear-
maisiġ a ceann, agus dféuċ sí amaċ
a bfuinneóig.
31. Agus ar ttear do Iehu a
steaċ san ngeata, a duḃairt sí, an
bfuáir Simri síoċċáin, noċ do marḃ
a maiġistir?
32. Ann sin do tóg seision a
aġaiḋ suas ċum na fuinneóige, agus
a duḃairt, cia atá dom ṫáoḃ-sa, cia
hé? agus dféuċadar ann-sin amaċ air
dias nó triúr do na caiptéiniḃ.
33. Agus a duḃairt seision, teil-
giḋ a nuas í: ann-sin do ṫeilgeadar síos
í, agus do sprréig cuid dá fuil ar an
mballa, agus ar na heaċaiḃ; agus
do salt sé fúi na ċosaiḃ í.
34. Agus an tan ṫáinic sé a
steaċ, dúaiġ sé biaḋ, agus diḃ sé deoċ,
agus a duḃairt, éirġiḋe, féuċaiḋ anois
an bean mallaiġ-se, agus aḋlaiciḋ í;
óir is inghean Righ í.
35. Agus do ċuádar dá haḋla-
caḋ, aċt ní bfúaradar níos mó di ná
an ċloigionn, agus na cosa, agus
cláir a dearnann.
36. Uime sin ṫangadar a ris,
agus dinnsiodar dó: agus a duḃairt
seision; sé so briaṫar an Tighear-
na, noċ do labhair sé tre na searbfo-
ghantuigh Elias an Tisbiteċ, gha
ráḋ, a bporrsiún * Iesreel iosfuiḋ * 1 Riogh. 21. 23.
na madruigh feóil Iesebel.
37. Agus biáiḋ conablach Iesebel
amhuil áoileċ ar aghaiḋ na talman a
ngárḋa Iesreel, ionnus naċ aibeóruiḋ
siád, sí so Iesebel.

## C A I B. 10.

A Gus do bí ag Ahab seaċ-
moġad mac a Samária,
agus do scriob Iehu litre-
ċa, agus do ċuir go Samá-
ria go huáċtaranaiḃ Iesreel, gus na
sinnsioraiḃ, agus gus an muintir ṫug
súas clann Ahab, gha ráḋ,
2. Anois mar is lúaiṫe ṫiucfas an
litirsi ċugaiḃ, ó ṫárla clann bur mai-
ġistir bur bfoċair, agus go bfuil
agaiḃ carbaid, agus marcsluaġ, ca-
ṫair ḋaingion fós, agus arm:
3. Féuċaiḋ amaċ an mac is fearr
7 is iomċubaiḋ do ċloinn bur maiġis-
tir, agus cuiriḋ a ccaṫáoir rioġa

a athair é, agus troidiġ ar son tiġe bur maiġistir.

4. Aċt do ḃádarsan lán deagla, agus a dubradar, féuċ, níor ṡeasadar dá Ríġ ad aġaiḋ; cionnus mar-sin ṡeasfamne?

5. Agus an té do ḃí ós cionn an tiġe, agus an té do ḃí ós cionn na caṫraċ, na sinsir mar an gcéadna, agus altrannna na cloinne, do ċuireadar teaċta go Iehu, ġa ráḋ, is sinne do ṡearḃḟoġantuiġiḋe, agus do ḋéanam gach ní déaras tú rinn; ní ḋéanam Ríġ ar biṫ, déanasa an ní is fearr do ċitear ḋuit.

6. Ann sin do sgríoḃ sé litir an dara huáir ċuca, dá ráḋ, mas liomsa siḃ, agus má éisdtiġe rem ġuṫ, glacaiḋ cinn mac bur maiġistir, agus tigiḋ ċugamsa go Iesreel fa namsa máraċ: anois mic an Ríġ bá ṡeasmoġad iad, agus do ḃádar ag dáoinib móra na caṫraċ, noċ ṫug suas iad.

7. Agus tárla a nuair rugaḋ an litir ċucasan, gur ġabadar clann an Ríġ, agus gur ṁarbadar deiċneaḃar agus trí fiċiḋ fear, agus do ċuireadar a gcinn a gcliabaiḃ, agus do ċuireadar ċuigesion go Iesreel iad.

8. Agus táinic teaċtaire ċuige, agus dinnis dó, ġa ráḋ, tugadar leó cinn mac an Ríġ: agus a dubairt seision, cuiriġ an dá ċárnán iad a ndul a steaċ an ġeata go tti maidin.

9. Agus tárla ar maidin, go ndeaċaiḋ sé amaċ, agus gur ṡeas sé, agus go ndubairt ris an bpobal uile, atáṫaoisi ionnraic, féuċuiḋ do rinne misi feall ar mo ṫiġearna, agus do ṁarḃ mé é: aċt cia ṁarḃ iadso uile?

10. Bíoḋ a ḟios agaiḃ a nois naċ raċaiḋ éinni fa lár do ḃreiṫir an Tiġearna, noċ do labair an Tiġearna a ttáoiḃ tiġe Ahab: óir do rinne an Tiġearna an ní do labair sé tré na ṡearḃḟoġantuiġ * Elias.

11. Marsin do ṁarḃ Iehu an ṁéid do ṁair do ṫiġ Ahab ann Iesreel, agus a ḋáoine móra uile, agus a luċt ġáoil uile, agus a ṡagairt, go nar ḟág sé áon díoḃ na ḃeaṫaiġ aige.

12. Agus d'éiriġ sé, agus do ġluais, agus ṫáinic go Samária. Agus mar do ḃí sé ag tiġ lomarṫa cáoraċ ar a tsliġe,

13. Tárla Iehu ré deirḃráiṫriḃ Ahasiah Ríġ Iúdah, agus a dubairt, cia siḃsi? agus do ḟreagradarsan, atámaóidne deirḃráiṫre Ahasiah, agus atámáoid ag dul síos do ċur fáilte roimhe ċloinn an Ríġ, agus ċloinne na bainríoġna.

14. Agus a dubairt seision, glacuiḋ beó iad: agus do ġlacadar beó iad, agus do ṁarbadar iad ag loċ ṫiġe an lomarṫa, dias agus dá ḟiċċiod fear: níor ḟág sé duine díoḃ.

15. Agus a nuair do imṫiġ sé as sin, tárla ris Iehonadab mac Rechab ag teaċt na ċoinne, agus do ḃeannuiġ sé dó, agus a dubairt ris, an ḃfuil do ċroiḋe-se díreaċ, mar tá mo ċroiḋe-si red ċroiḋe-se? agus do ḟreagair Iehonadab, atá. Má tá, tabair damsa do lám: agus ṫug sé a lám dó, agus do ġlac sé suas ċuige ann sa ccarbad é.

16. Agus a dubairt ris, tarr liomsa, agus féuċ mo ṫeasġráḋ ar son an Tiġearna: marsin ṫugadar air marcuiġeaċt iona ċarbad.

17. Agus an tan ṫáinic sé go Samária, do ṁarḃ sé ar mair le Ahab ann Samária, nó gur sgrios sé é, do réir ḃréiṫre an Tiġearna, noċ do labair sé re Helias.

18. Agus do ċruinniġ Iehu an pobal uile a gcionn a ċéile, agus a dubairt riú, do rinne Ahab seirbís beag do Bhaal, aċt do ḋéana Iehu seirbís mór dó.

19. Anois ar a nadḃarsin goiriḋ ċugam fáiḋe Bhaal uile, a ṡeirbisiġ uile, agus a ṡagairt uile, ná teasduiġeaḋ éinduine díoḃ: óir áta iodbairt mór agamsa ré a ḋéanam do Bhaal: giḋ bé ḟanfus a muigh, ní ṁairfiḋ sé.

* 1. Rígh. 21. 29.

Aċt

ar do rinne Iehu so mar ġliocus,
ionnus go sgriosfaḋ sé luċt aḋarṫa
Bhaal.
20. Agus a dubhairt Iehu, fúag-
ruiġe oirċius sollamanta do Bhaal.
Agus dfúagradarsan é.
21. Agus do ċuir Iehu fios ar
fuaid Israel uile, agus ṫangadar luċt
aḋarṫa Bhaal uile, iondus nár fág-
baḋ duine naċ ttáinic: agus ṫan-
gadar go tiġ Bhaal: agus do bi
tiġ Bhaal lionta ó ċionn go ċéile.
22. Agus a dubhairt seision ris an
té do bi ós cionn ṡeomra na cculaḋ,
tabhair amaċ culaḋaċa do luċt aḋarṫa
Bhaal uile: agus ṫug sé culaḋaċa
amaċ ċuca.
23. Agus do ċuaiḋ Iehu, agus
Iehonadab mac Rechab go tiġ Bhaal,
agus a dubhairt sé re luċt aḋarṫa
Bhaal, sgrúduiġiḋ agus féuċuiḋ nach
biaḋ agaiḃ annso énduine do ṁuintir
an Tiġearna, ar luċt aḋarṫa Bhaal
amáin.
24. Agus a nuáir do ċúadar a
steaċ dofráil iodbarṫa, agus ofrá-
la loisge, dórduiġ Iehu ceiṫre fiṫ-
ċid fear amuiġ, agus a dubhairt, má
léigti énduine as, dá ttug mé ann
bur láṁaiḃ, raċaiḋ anum an té léig-
fios uaḋ é, ar son a anma.
25. Agus tárla an tan do ċrioc-
nuiġ sé a nofráil loisge dofráil, go
ndubhairt Iehu ris an ngárda, agus
ris na caiptinib, imṫiġiḋ, agus mar-
buiḋ iad, na léigiḋ énduine as: a-
gus do buáileadarsan iad lé faobar
an ċloiḋim, agus do ṫeilg an gárda,
agus na caiptiniġ amaċ iad, agus
do ċuadar go caṫraiġ tiġe Bhaal.
26. Agus ṫugadar amaċ iomáiġe
Bhaal, agus do loisgeadar iad.
27. Agus do brisiodar sios io-
máiġe Bhaal, agus do briseadar si-
os tiġ Bhaal, agus do rinneadar
campa de gus a niuġ.
28. Marso do sgrios Iehu Baal
amaċ as Israel.
29. Acht ċena níor ḋeaiḃiġ Iehu
ré peacaḋaiḃ Ieroboam mic Nebat,
noċ ṫug ar Israel peacúgadh; níor
fill Iehu ón laoġ órḋa do bi a Mbe-
tel, agus do bi ann Dan.
30. Agus a dubhairt an Tiġearna
re Iehu, do briġ go ndearna tú go
maiṫ a ccrioċnuġaḋ an neiṫesi is
ceart ann mo raḋarcsa, agus go
ndearna tú ré tiġ Ahab do réir a
raiḃ ann mo ċroiḋe, suiḋfid do ċlann
don ċeaṫraṁaḋ glún a ccaṫaóir rio-
ga Israel.
31. Acht níor ċuir Iehu beann ar
siubal a ndligeaḋ an Tiġearna Dia
Israel maille re na uile ċroiḋe:
óir níor ḋeaiḃiġ sé ré peacaḋaiḃ Iero-
boam, noch thug ar Israel peacu-
ġaḋ.
32. Annsna laéṫibsin do ṫionnsgain
an Tiġearna Israel do ġearruġaḋ:
agus do buáil Hasael iad ann gach
uile córsta Disrael;
33. O Iordan don taoḃ ṡoir, fearann
Gilead uile, na Gaditiġ, agus na
Reubinitiġ, agus na Manassitigh,
ó Aroer, (noċ atá ag abainn Arnon)
gdon Gilead, agus Basan.
34. Anois an ċuid oile do ġniom-
raiḃ Iehu, agus a ndearna sé, agus a
neart uile, naċ bfuilid siad sgriobṫa
a leabar croinice Riog Israel?
35. Agus do ċodail Iehu a bfo-
ċair aiṫreaḋ, agus do haḋlaiceaḋ a Sa-
mária é, agus do riogaḋ Iehoahas a
mac iona áit.
36. Agus do bá os mbliaḋna fiṫ-
ċiod a naimsir do bi Iehu na Riġ ar
Israel a Samária.

## CAIB. XI.

Agus an tan do ċonnairc * Atalia máṫair Ahasiah go raiḃ a mac marḃ, déirigh si, agus do marḃ si an siol rioga uile.

* Croin. 22. 10.

2. As Iehoseba ingean an Riġ Io-
ram,

ram, deirbsiur Ahasiah, do ġlac si
Ioas mac Ahasiah, agus do ġad
é as lár na mac Ríoġ do marbaḋ,
agus ḋfolċadar é féin agus a ba-
naltra aṅsa tséomra ċodalta ó
Atalia, a ccrut nar marbaḋ é.
3. Agus do bí sé aice a bfolaċ
a ttiġ an Tiġerna sé bliaḋana: agus
do bí Ataliah na Bainríoġain ós
cioṅ na tíre.]
4. Agus do ċuir Iehoiada teaċta
uaḋ an * seaċtmaḋ bliaḋain, agus tug
* 2 Croin. 23. 1. leis na húasaráin ós cioṅ na ccéud,
agus na caiptiniġ agus an gárda,
agus tug ċuigesion iad go tiġ an
Tiġerna, agus do riṅe cuṅraḋ riu,
agus do ben mioṅa díob a ttiġ an
Tiġerna, agus do ṫaisbéin mac an
Ríġ dóib.
5. Agus daitin sé díob, ġa ráḋ,
sé so an ní do déntaoi; biaiḋ an
treas cuid agaib raċus a steaċ aṅsa
trábóid ag coiméud faire ag tiġ an
Tiġerna.
6. Agus biaiḋ trian oile ag geata
Sur, agus trian ag an ngeata taóib
ṡiar don gárda: mar sin coiméud-
faiḋe faire tiġe an Tiġerna, go naċ
bristear sios é.
7. Agus dá ċuid díbse uile, noċ
raċus amaċ aṅsa trábóid, coiméud-
faidsion faire tiġe an Tiġerna gaċa
táoba don Ríġ.
8. Agus béiti timċioll an Ríġ
fa ccuairt gaċ uile duine gun a arm
iona láim: agus giḋ bé ar biṫ ṫi-
ocfas a measc na ccóiriġ a steaċ, marb-
ṫar é; agus bitise a bfoċair an Rígh
mar raċus sé amaċ, agus mar ṫiuc-
fas sé a steach.
9. Agus do riṅeadar na caipti-
nigh ós cioṅ na ccéud gaċ éiṅi dar
aitin Iehoiada an sagart díob, agus
rug gaċ éinduine dá raib ag dul a
steaċ aṅsa ló saóire a muintir leis
dar ċóir dul amaċ aṅsa trábóid, a-
gus tangadar go Iehoiada an sa-
gart.
10. Agus tug an sagart do
ċaiptinib na ccéud gáete agus sgia-
ta an Righ Dáibi, noċ do bí aṅsa
tempall.
11. Agus do bí an gárda na
seasam gaċ áon maille re na arm na
láim fa gcuáirt timċioll an Rígh ó
ċoirnél deas an teampuill go niġe
coirnéul clé an teampuill ar fad re
taóib na haltóra agus an team-
puill.
12. Agus tug sé mac an Ríġ a maċ,
agus do ċuir coróin air, agus tug an
fiaḋnuise dó, agus do riṅeadar Ríġ
de, agus do ungadar é, agus do
buáileadar a mbasa air a ċéile, agus
a dubradar, go mairiġ an Ríġ.
13. Agus a nuáir do ċuala A-
taliah tormán an ġárda, agus an
pobuil, táinic si ċum an pobuil go
tempall an Tiġerna.
14. Agus a nuáir do amairc si,
féuċ, do bí an Ríġ na seasam láim
ré piléir mar buḋ gnáṫ, agus na
prioṅsaḋa agus na trumpaḋa a
bfoċair an Ríġ, agus daóine na críċe
uile ag gáirdeaċus, agus ag séideaḋ
stoc: agus do bris Ataliah a hé-
daċ, agus do éiġ si, fell, fell.
15. Aċ do aitin Iehoiada an sa-
gart do ċaiptinib na ccéud, doifigibh
an tsloiġ, agus a dubairt riu, bei-
riḋ lib amaċ í taob amuiġ do na cóiri-
gib; agus giḋ bé leanfas í, marbuiḋ
leis an ccloiḋeam é: óir a dubairt an
sagart, ná marbṫar a ttiġ an Tiġ-
erna í.
16. Agus do ċuireadar láim innte,
agus dimtiġ sisi an tsliġe a ttiġ-
dis na heiċ go tiġ an Ríġ, agus aṅ-
sin do marbaḋ í.
17. Agus do riṅe Iehoiada cuṅ-
raḋ idir an TTiġerna agus an Ríġ,
agus an pobal, go mbeidís na bpo-
bal ag an TTiġerna; idir an Righ
mar an gcéona, agus an pobal.
18. Agus do ċuadar muintir na
tíre uile go tiġ Bhaal, agus do brisio-
dar sios é; a altóraċa, agus a
iomáigeaċa do briseadar na mbloguibh
tríd amaċ, 7 do marbadar Mattan
sagart bhaal as coiṁe na naltórać:
agus

agus ḋórḋuiġ an sagart oifigiḋ ós cionn tiġe an Tiġearna.

19. Agus rug sé leis uaċdaráin na ccéud, agus na caiptiniġ, agus an gárda, agus daoine na tíre uile, agus tugadar a nuas an Riġ ó tiġ an Tiġearna, agus táinic sé a sliġe an ġeata an ġárda go tiġ an Riġ, agus do suiḋ sé a ccaṫaoir an Riġ.

29. Agus bá luaṫġáireaċ daoine na tíre uile, agus do bí an ċaṫair súaimneaċ, agus do ṁarbadar Ataliah leis an gcloiḋeaṁ láiṁ ré tiġ an Righ.

21. Seaċt mbliaḋna dáois do bí Iehoas a nuair do ṫosuiġ sé a rioġaḋ.

# CAIB. 12.

*2 Croin. 24. 1.

ANsa seaċtṁaḋ bliaḋain do * Iehu do ṫosuiġ Iehoas a riġe, agus dá ficcioḋ bliaḋain do bí na Riġ ann Ierusalem: agus do bé ainim a ṁaṫar Sibia ó Bheersheba.

2. Agus do riñe Iehoas an ní fá ceart a raḋarc an Tiġearna ar feaḋ laeṫeaḋ a ṡaoġail, iona raib Iehoiada an sagart dá ṁúnaḋ.

3. Acht níor cuireaḋ na háite árda ar gcúl: do niḋis an pobal a ccomnuiġ íoḋbairt, agus do loisgeḋis tuis ansna háitib árda.

4. Agus a duḃairt Iehoas ris na sagartaib, gaċ uile airgiod do na neiṫib tiodlaicte beirṫear go tiġ an Tiġearna, eaḋon airgiod gaċ duine dá ndeaċaiḋ a ċuntas, an tairgiod meastar do ḋuine fa leith, agus gaċ uile airgiod dá ttiucfa a ccroiḋe duine do ṫabairt go tiġ an Tiġearna,

5. Glacaidís na sagairt ċuca é, gach aon duine ó na aiṫeantuis féin, agus leasuiġeḋís briste an tiġe, giḋ bé ball a bfaġṫar briseaḋ ann.

6. Ar ís amlaiḋ bí ansa treas bliaḋain fiċċiod do riġe Iehoas, nár ḋeasuiġeadar na sagairt briste an tighe.

7. Ann sin do ġoir Iehoas ar Iehoiada an sagart, agus ar na sagairt oile, agus a duḃairt riú, creḋ fa naċ leasuiġṫiġ briste an tiġe? anois ar an naḋbarsin ná glacaiḋ níos mó dairgiod ó bur naiṫeantuis, aċt tugaiḋ ar son briste an tiġe é.

8. Agus do buḋ toil leis na sagartaib gan níos mó dairgiod do ġlacaḋ ón bpobal, agus gan briste an tiġe do leasuġaḋ.

9. Ar do ġlac Iehoiada an sagart cófra, agus tug poll iona ċláirḃeil, agus do suiġiḋ láiṁ ris a naltoir é ar an ttaoḃ ndeas, mar tig duine a steach go tiġ an Tiġearna: agus na sagairt do ċoiṁéd an dorus, do ċuirdís ansin gaċ airgiod dá ttugtaói go tiġ an Tiġearna.

10. Agus is amlaiḋ bí, an tan do ċonncadar go raib mórán airgio ansa cófra, go ttáinic scríḃneóir an Riġ, ⁊ an tárdsagart suas, agus do ċuireadar a málaḋa é, agus do ċomáireadar an tairgiod a ttiġ an Tiġearna.

11. Agus tugadar an tairgiod ar na áireaṁ a láiṁ na ndaoine do riñe a nobair, agá raib flománṫus tiġe an Tiġearna: agus tugadarsan amaċ é do na saoirṫiḃ, agus don luċt saoṫair do oibriġ ar tiġ an Tiġearna,

12. Agus do ṡaoirṫiḃ cloch, agus do luċt snoiġte cloċ, agus do ceannaċ adhṁaiḋ, agus cloċ snoiġte do leasuġaḋ briseaḋ tiġe an Tiġearna, agus ar gaċ éinní dar caiṫeaḋ amaċ ar son an tiġe do ḋeasuġaḋ,

13. Giḋeaḋ ní ḋearnaḋ do ṫiġ an Tiġearna cupáin airgid, glantóiriġ, báisiniġ, trumpaḋa, don tsoiṫeċ óir, nó soiṫiġe airgid do na hairgiod tugaḋ a steach go tiġ an Tiġearna.

14. Aċt

14. Acht tugadar sin don luċt oibre, agus do leasuiġeadar tiġ an Tiġearna leis.

15. Os a ċionn sin, ni ḋearnadar cuntus ris na ḋaoinib a láimuiġ a ttugadar an tairgiod re sgeaḋadaḋ don luċt oibre: óir do rinneadar firinne.

16. Airgiod a naimdliġe, agus airgiod an peacaiḋ, ni tugaḋ sin a steaċ go tiġ an Tiġearna, buḋ leis na sagartaib é.

17. Ann sin do ċuaiḋ Hazael Riġ na Siria suas, agus do ṫroid sé a naġaiḋ Gát, agus do ġab sé í, agus ṫug Hazael aġaiḋ ar ḋul suas go Hierusalem.

18. Agus do ġlac Iehoas Riġ Iúdah na neiṫe naomṫa uile do ṫiodlaic Iehosaphat, agus Iehóram, agus Ahaziah, agus a aiṫre Riġṫe Iúdah, 7 a neiṫe naomṫa féin, agus an fuiṫ ór a stórusuiġib tiġe an Tiġearna, agus a ttiġ an Righ, agus do ċuir ċum Hazael Righ na Siria é, agus dimtigh sé ó Ierusalem.

19. Agus an ċuid oile do ġníomarṫaib Ioas, agus a ndearna sé uile, nać bfuilid sgriobṫa a leabar croinice Riog Iúdah?

20. Agus ḋeirġeadar a serbisiġ, agus do ċogradar ré ċeile, agus do marbadar Ioas a ttiġ Millo, noċ ṫéid sios go Silla.

21. Oir do buail Iosachar mac Simeat, agus Iehosabad mac Sómer a serbisiġ é, agus ḋeug sé: agus do aḋlaiceadar é a bfoċair a aiṫreaḋ a ccaṫraiġ Ḋháibi, agus do rioġaiḋ Amasiah a mac na áit.

## Cab. 13.

ANsa treas bliaḋain fiċċiod do Ioas mac Ahaziah Riġ Iúdah do ṫosuiġ Iehoahas mac Iehu a riġe ós cionn Israel a Samária, agus do bí na Riġ seaċt mbliaḋna ḋéug.

2. Agus do rinne sé an ní buḋ olc a raḋarc an Tiġearna, agus do lean sé peacaḋ Ieroboam mic Nebat, noċ ṫug ar Israel peacuġadh, níor ḋealuiġ sé ris sin.

3. Agus do las fearg an Tiġearna a naġaiḋ Israel, agus do ṫoirbir iad a láim Hazael Riġ na Siria, agus a láim Ben-hadad mic Hazael ar feaḋ a laeṫeaḋ uile.

4. Agus do ġuiḋ Iehoahas an Tiġearna, agus ḋeisd an Tiġearna ris: oir do ċonnairc sé comhbuaiḋreaḋ Israel, do bríġ gur sáruiġ Riġ na Siria iad.

5. Agus tug an Tiġearna fear tárṫála do Israel, ionnus go ndeaċadar amach ó beiṫ faoi láim na Sirianach: agus do aiṫreabadar clann Israel iona ttiġṫib, mar do bádar roime.

6. Giḋeaḋ níor ḋealuiġeadar ré peacaḋ ṫiġe Ieroboam, noċ ṫug ar Israel peacuġaḋ, as do siubluiġeadar ann, agus do bí an garrán fós a Samária.

7. Agus níor fág sé don pobal ag Iehoahas aċt caogad marcaċ, agus deiċ ccarbaid, agus deiċ míle coisiġe; óir do marb Riġ na Siria iad, agus do rinne iad amhuil luaiṫreaḋ re bualadh.

8. Anois an ċuid oile do ġníomarṫaib Iehoahas, agus a ndearna sé uile, agus a neart, nać bfuilid sgriobṫa a leabar croinice Riogh Israel?

9. Agus do ċodail Iehoahas a bfoċair a aiṫreaḋ, agus do aḋlaiceadar é a Samária, agus do rioġaḋ Ioas a mac iona áit.

10. Ansa

10. Ansa tsheasmaḋ bliaḋain déug
ar ḟiċċid do Ioas Riġ Iúdah do
ṫoisiġ Iehoas mac Iehoahas a riġe ós
cionn Israel a Samária, agus do bí
sé na Riġ sé bliaḋna déug.

11. Agus do rinne sé olc a raḋarc
an Tiġerna: níor léig sé de peacaiḋ
Ieroboam ṁic Nebat uile, noċ ṫug ar
Israel peacuġaḋ, achd do ṡiubail sé
ionnta.

12. Agus an ċuid oile do ġníom-
aiḃ Ioas, agus a ndearna sé uile, a-
gus a neart, ler ṫroid sé a naġaiḋ
Amasiah Riġ Iúdah, naċ bfuilid scrí-
oḃṫa a leabar cronice Rioġ Israel?

13. Agus do ċodail Ioas a bfo-
ċair a aiṫreaḋ, agus do ṡuiḋ Ierobo-
am iona ċaṫaoir ríoġa: agus do
haḋlaiceaḋ Ioas a Samária a bfoċair
Rioġ Israel.

14. Anois do ġlac tinneas Elisa,
don tinneas dá bfuáir sé bás: agus
ṫáinic Ioas Riġ Israel síos ċuige,
agus do ġuil ós a ċionn, agus a du-
bairt, ó aṫair, aṫair, carbad Israel,
agus a ṁarcsluaġ.

15. Agus a dubairt Elisa ris, glac
boġa agus soiġde: agus do ġlac
sé boġa agus soiġde.

16. Agus a dubairt sé ré Riġ Is-
rael, cuir do lám ar do boġa: agus
do ċuir sé a lám air; agus do ċuir E-
lisa a lám ar láim an Riġ.

17. Agus a dubairt sé, fosgail an
nfuinneog don leiṫ ṡoir; agus dofosgail
sé í: annsin a dubairt Elisa, caiṫ:
agus do caiṫ seision: agus a du
bairt sé, soiġead ṡáorṫa an Tiġerna,
agus soiġead na tárṫala ó Shiria:
óir buailfiḋ tusa na Siriannaiġ ann
Aphec nó go sgriosfaiḋ tú iad.

18. Agus a dubairt sé, glac na
soiġde, agus do glac sé iad: agus
a dubairt sé ré Riġ Israel, buail ar
an ttalum: agus do buail sé trí
huáire, agus do sdad sé.

19. Agus do bí óglaċ Dé feargaċ
ris, agus a dubairt sé, buḋ ċóir duit
a bualaḋ a cúig no a sé duáiriḃ, ann-
sin do ḃuáilfeá Siria, nó go sgriosṫá
í; a náit naċ buáilfiḋ tú anois í
achd trí huáire.

20. Agus déug Elisa, agus do
aḋlaiceadar é: agus do ionnsaiġeadar
buiḋne na Moabiteach an tír ar
ṫeaċd a sdeaċ na bliaḋna.

21. Agus tárla mar do bádar
ag aḋlacaḋ duine, féuċ go bfacadar
buiḋean aca, agus do ṫeilgeadar
an duine a ttuama Elisa: agus a
nuáir do léigeaḋ an tóglaċ síos, agus
do bean sé re cnámaiḃ Elisa, do * aiṫ- * Ecclus. 48. 14.
ḃeoġaiḋ sé, agus do ṡeas sé súas
ar a ċosaiḃ.

22. Aċt do ḃruiġ Hasael Righ
na Siria Israel ar fead láeṫe Iehoa-
has.

23. Agus do bí an Tiġerna grá-
samail dóiḃ, agus do ġab truáiġe
dóiḃ é, agus do bí meas aige orra,
do ḃriġ a ċunnarrṫa ré Abraham, ré
Isaac, agus re Iácob, agus níor
báill leis a sgrios uile, ná a tteil-
gion uaḋ as a laṫair fós.

24. Annsin fuair Hasael Riġ na
Siria bás, agus do ríoġaiḋ Ben-ha-
dad a ṁac iona áit.

25. Agus do bean Ioas mac Ie-
hoahas a ris as láim Ben-hadad
ṁic Hasael na caiṫreaċa do bean sei-
sion as láim Iehoahas a aṫair le co-
gaḋ: do buail Ioas é trí huáire,
agus do bean sé caiṫreaċa Israel
de.

## Caib. 14.


ANsa dara bliaḋain do Ioas * 2 Croin. 25. 1.
ṁac Iehoahas Riġ Israel,
do ríoġaḋ * Amasiah ṁac
Ioas Riġ Iúdah.

2. Do bí sé cúig bliaḋna
fiċċiod daóis an tan do ṫoisigh a
riġe, 7 do bí sé na Riġ naói mbliaḋna
fiċċiod ann Ierusalem: agus do bé
ainm a ṁaṫar Iehoaddan ó Ierusalem.

3. Agus do rinne sé ceart a radharc an Tighearna; gidheadh ni a ccosamhlas Dháibhi a athar: do rinne sé do réir gach uile neithe dá ndéarnaidh a athair Ioas.

4. Acht ceana níor sgriosadh na háite árda: do bhídís an pobal fós ag iodhbairt, agus ag losgadh tuise ar na háitibh árda.

5. Agus tárla ar ball ar ndaingnighead an rioghachd iona láimh, gur mharbh sé a sheirbhfoghantuidhe, noch do * mharbh an Righ a athair.

* Caib. 12. 20.

6. Acht níor mharbh sé clann na ndúnmharbhthach: do réir mar atá sgriobhtha a leabhar dlighe Mhaoise, ann ar aithin an Tighearna, gha rádh, ni * cuirfighear na haithreacha chum báis ar son na cloinne, ni mó chuirfighear an chlann chum báis ar son na naithreach; acht cuirfighear gach aon chum báis ar son a pheacaidh féin.

* Deut. 24. 16. Ezech. 18. 20.

7. Do mharbh sé deich mile do Edom a ngleann an tsalainn, agus do ghabh sé Sélah ré cogadh, agus do ghoir Iocteel d'ainm di gus a niugh.

8. Ann sin do chuir Amasiah teachta uadh go Ioas mac Iehoahas mic Iehu Righ Israel, gha rádh, tárr, féuchamar aighthibh a chéile.

9. Agus do chuir Ioas Righ Israel go hAmasiah Righ Iúdah, gha rádh, do chuir an foghbhannan do bhi a Lebanon teachta chum an chéodair do bhi a Lebanon, gha rádh, tabhair hinghion dom mhacsa na mnáoi: agus do ghabh beathach állta tort do bhi a Lebanon, agus do saltair síos an foghbhannan.

10. Do bhúail tú go deimhin Edom, agus do thóg do chroidhe súas tú: déna glóir de so, agus fan san mbaile: óir creud as a mbúaimfeá ré ni do ghoirteochadh tú, as a ttuitfeá féin, agus Iúdah maille riot?

11. Ach ni tug Amasiah toradh air. Uime sin do chuaidh Ioas Righ Israel súas, agus dféuch sé féin agus Amasiah Righ Iúdah a chéile na naighthibh a mBeth-semes, noch bheanas re Iúdah.

12. Agus tugadh an chuid fá measa do Iúdah roimhe Israel, agus do theitheadar gach áon aca dá tigh.

13. Agus do ghabh Ioas Righ Israel Amasiah Righ Iúdah, mac Ioas mic Ahasiah a mBeth-semes, agus tainic sé go hIerusalem, agus do bhris sé síos balla Ierusalem ó gheata Ephraim go geata an choirnéil, ceithre chéud cubhad.

14. Agus do rug leis iomlán an óir agus an airgid, agus ar frith do shoithighibh a ttigh an Tighearna, agus a nionmhusaibh tighe an Righ, agus braighde comhaill, agus dfill sé go Samária.

15. Anois an chuid oile do ghniomharthaibh Ioas, noch do rinne sé, agus a neart, agus mar do throid sé re hAmasiah Righ Iúdah, nach bfuilid sgriobhtha a leabhar croinice Riogh Israel?

16. Agus do chodail Ioas agá aithribh, agus do hadhlaiceadh é a Samária maille re Rioghuibh Israel, agus do rioghadh Ieroboam a mhac iona áit.

17. Agus do mhair Amasiah mac Ioas Righ Iúdah cúig bliadhna déug a ndiáigh báis Ioas mic Iehoahas Righ Israel.

18. Agus an chuid oile do ghniomharthaibh Amasiah, nach bfuilid sgriobhtha a leabhar croinice Riogh Iúdah?

19. Anois * do chumadar feall iona aghaidh ann Ierusalem, agus do theith sé go Lachis, acht do chuiredarsan na dhiaigh go Lachis, agus do mharbhadar ann sin é.

* 2 Croin. 25. 27.

20. Agus tugadar leó air eachaibh é, agus do hadhlaiceadh é ann Ierusalem agá aithribh a ccathraigh Dháibhi.

21. Agus rugadar pobal Iúdah uile * Asariah (noch do bhi sé bliadhna déug dáois) leó, agus do rinneadar Righ de a náit Amasiah a athar.

* 2 Croin. 26. 1.

22. Do chuir sé súas Elat, agus do aisig do Iúdah í; tar a éis sin do chodail an Righ a bfochair a aithreadh.

23. Ann sa cúigeadh bliadhain déug do Amasiah mac Ioas Righ Iudah do thosaigh Ieroboam mac Ioas Righ Israel

do

a ríġe a Samária, agus do bí na
Ríġ bliaḋain agus dá ḟiċċiod.
24. Agus do rinne sé olc a ra-
ḋarc an Tiġearna: níor ḋealuiġ sé re
uile peacuiġiḃ Ierobóam mic Nébat,
noċ ṫug ar Israel peacuġaḋ.
25. Do aisiġ sé cósta Israel ó
ṫeaċt a sdeaċ Hamat go fairrge an
réitiġ, do réir bréiṫre an Tiġearna
Dia Israel, noċ do labair sé le láim
a óglaiċ Iónah mic Amittai, an fáiḋ,
noċ do bí do Ghat-hepher.
26. Oir do ċonnairc an Tiġearna
aindeise Israel go raib ro ṡearb: óir
níor órduiġeaḋ líni súas, agus níor
fágbaḋ líni, nó cungantach ar biṫ
ag Israel.
27. Agus ní dubairt an Tiġearna
fós go léirsgriosfaḋ sé ainm Is-
rael ó beiṫ faoi neaṁ: aċt do ṡaor
sé iad le láim Ierobóam mic Ioas.
28. Anois an ċuid oile do ġnío-
ṁarṫaiḃ Ierobóam, agus a ndéarna sé
uile, agus a neart, mar do rinne sé
coġaḋ, agus mar do ḃean sé Damas-
cus amach, agus Hamat Iúdah do
Israel, naċ bfuilid sgriobṫa a leabar
croinice Ríoġ Israel?
29. Agus do ċodail Ierobóam aga
aiṫriḃ, ag Ríoġuiḃ Israel, agus do
bí Sachariah a mac na Ríġ iona
áit.

## Caib. 15.

ANsa seaċtṁaḋ bliaḋain fiċċiod
do Ierobóam Ríġ Israel
do ṫosuiġ Azariah mac
Amaziah Ríġ Iúdah a ríġe.
2. Sé bliaḋna déug daois
bí sé a nuair do ṫosuiġ sé a ríġe, a-
gus do bí na Ríġ dá bliaḋain déug
agus dá ḟiċċiod an Ierusalem: a-
gus do bé ainm a ṁaṫar Iecholiah ó
Ierusalem.
3. Agus do rinne sé ceart a ra-
ḋarc an Tiġearna, do réir a nuile
ni dá ndearnaiḋ Amaziah a aṫair.
4. Acht níor háṫruiġeaḋ na háite
árda; do níḋis an pobal ioḋbairt, a-
gus do loisgedis túis a ccomnuiḋe
annsna háitiḃ árda.
5. Agus do buáil an Tiġearna an
Ríġ, ionnus go raib sé na lobar go
ló a báis, agus do rinne sé comnuiġ
a ttiġ ar leit, agus do bí Iótam
mac an Ríġ ós cionn an tiġe ag dé-
nam breiṫeamnuis ar pobal na tíre.
6. Agus an ċuid oile do ġníom-
arṫaiḃ Azariah, agus a ndearna sé uile,
naċ bfuilid siad sgriobṫa a leabar
croinice Ríoġ Iúdah?
7. Mar sin do ċodail Azariah a-
gá aiṫriḃ, agus do haḋlaiceaḋ é a
bfoċair a aiṫreaḋ a ccaṫruiġ Dháibi: a-
gus do ríoġaḋ Iótam a mac iona
áit.
8. Ann sa noċṫṁaḋ bliaḋain déag ar
ḟiċċid do Azariah Ríġ Iúdah do bí
Sachariah mac Ierobóam na Ríġ ar
Israel a Samária sé mí.
9. Agus do rinne sé olc a ra-
ḋarc an Tiġearna, mar do rinneadar a
aiṫre: níor ḋealuiġ sé re peacaḋ Ie-
robóam mic Nébat, noċ ṫug ar Is-
rael peacuġadh.
10. Agus ḋeiruiġ Sallum mac
Iabes na aġaiḋ, agus do buáil sé
é as coinne an pobail, agus do ṁarḃ
sé é, agus do bí féin na Ríġ iona
áit.
11. Agus an ċuid oile do ġníom-
arṫaibh Shachariah, féuċ atáid siad
sgriobṫa a leabar croinice Ríoġ Is-
rael.
12. Bá hé so * focal an Tiġear- * Caib. 10. 30.
na, noċ do labair sé re Iehu, ga ráḋ,
suiġfiḋ do ṁic ar ċaṫaóir ríoġa Is-
rael go nuige an ceaṫramaḋ glún; a-
gus is mar sin ṫáinic a gcrich.
13. Do ṫosuiġ Sallum mac Iábes
a ríġe annsa naoṁaḋ bliaḋain déag
ar ḟiċċid do * Uzziah Ríġ Iúdah, a- Math. 1. 8, 9.
gus do bí na Ríġ mí iomlán a Samá-
ria.
14. Oir do ċuaiḋ Menahem mac

Gádi súas ó Thirsah, 7 táinic sé go
Samária,7 do buail sé Sallum mac Iabes
a Samária, agus do marḃ sé é, agus
do ḃi na Ríġ iona áit.
15. Agus an ċuid oile do ġníoṁarṫaiḃ
Shallum, agus an ḟeall do riġne sé,
féuċ, atáid sgríoḃṫa a leabar croi-
nice Ríoġ Israel.
16. Ann sin do ḃuail Menahem Tip-
sah, agus gaċ a raiḃ inte, agus a
cóstaḋa ó Thirsah: do ḃríġ nar ḟos-
cladar ráiṁe, uime sin do ḃuail sé í,
agus do sgoilt suas a raiḃ do ṁnáiḃ
torrṫa inte.
17. Ann sa naoṁaḋ bliaḋain déug
ar ḟiċid do Azariah Ríġ Iúdah do
toisiġ Menahem mac Gádi a ríġe ós
cionn Israel, agus do ḃí na Ríġ deiċ
mbliaḋna a Samária.
18. Agus do riġne sé olc a raḋarc
an Tiġearna: níor ḋealuiġ sé ar feaḋ a
ḃeaṫa re peacaiḋiḃ Ieroboam mic Nebat,
noċ tug ar Israel peacuġaḋ.
*1 Croin 5.26. 19. Agus * táinic Pul Ríġ na Ha-
sirria a naġaiḋ na tíre ; agus tug
Menahem do Phul míle tallann airgid,
ionnus go mbeiṫ a láṁ ris do ḋaingniu-
ġaḋ na ríoġaċta iona láiṁ.
20. Agus do ṫabair Menahem an
tairgiod ar Israel, eadhon ar gaċ uile
duine cumasach a saiḋḃrios, ar gaċ
nduine caogad Secel airgid, re ṫabairt
do Ríġ na Hassiria: marsin do ḟill
Ríġ na Hassiria ar ais, agus níor
ḟan ann sin ann sa ḋúiṫċe.
21. Agus an ċuid oile do ġníoṁarṫaiḃ
Mhenahem, agus a ndearna sé uile,
naċ ḃfuilid sgríoḃṫa a leabar croinice
Ríoġ Israel ?
22. Agus do ċodail Menahem aga
aiṫriḃ, agus do ríoġaḋ Pecahiah a
ṁac iona áit.
23. Ann sa ċaogadṁaḋ bliaḋain do Aza-
riah Ríġ Iúdah do toisiġ Pecahiah
mac Menahem a ríġe ós cionn Israel a
Samária, agus do ḃí na Ríġ dá blia-
ḋain.
24. Agus do riġne sé olc a raḋarc
an Tiġearna, níor ḋealuiġ sé re peca-
ḋaiḃ Ieroboam mic Nebat, noċ tug ar
Israel peacuġaḋ.
25 Acht do riġne Pecah mac Re-
maliah caiptín dá ṁuintir féin feall air,
agus do ḃuail é a Samária a bpálás
tiġe an Ríġ, maille re hArgob 7 Arieh,
agus maille re caogad fear do na Gi-
leaditeaċaiḃ : agus do ṁarḃ sé é, agus
do ḃí na Ríġ iona áit.
26. Agus an ċuid oile do ġníoṁarṫaiḃ
Phecahiah, agus a ndearna sé uile,
féuċ, atáid sgríoḃṫa a leabar croinice
Ríoġ Israel.
27. Ann sa dara bliaḋain an ċaogad
do Azariah Ríġ Iúdah do ríoġaiḋ Pe-
cah mac Remaliah ós cionn Israel a
Samária fiċe bliaḋain.
28. Agus do riġne sé an ní fá holc
a raḋarc an Tiġearna, níor ḋealuiġ
sé re peacaiḋiḃ Ieroboam mic Nebat,
noċ tug ar Israel peacuġaḋ.
29. A laeṫiḃ Phecah Ríġ Israel
ṫáinic Tiglat-pileser Ríġ na Hassi-
ria, agus do ġab sé Hiion agus Abel-
bet-maacha, agus Ianoah, agus,
Cedes, agus Hásor, agus Gilead
agus Galilee, agus fearann Napthal-
uile ; agus rug a láim iad go Hassi-
ria.
30. Agus dearnaiġ Hosea mac Elah
a naġaiḋ Phecah mic Remaliah, agus
do ḃuail sé é, agus do ṁarḃ é, agus
do ḃí féin na Ríġ na áit ann sa ḃfiċiod-
ṁaḋ bliaḋain do Iótam mac Ussiah.
31. Agus an ċuid oile do ġníoṁarṫaiḃ
Phecah, agus a ndearna sé uile ; féuċ,
atáid sgríoḃṫa a leabar croinice Ríoġ
Israel.
32. *Ann sa dara bliaḋain do Phecah *2 Croin. 27.1.
mac Remaliah Ríġ Israel, do toisiġ
Iótam mac Ussiah Ríġ Iúdah a
ríġe.
33. Cúig bliaḋna fiċiod daois do
ḃí sé a nuair do toisiġ sé a ríġe, agus
do ḃí na Ríġ sé bliaḋna déug.
34. Agus do riġne sé an ní fa ceart
a raḋarc an Tiġearna : do riġne sé do
réir a uile ni, dá ndearnaiḋ a aṫair
Ussiah.
35. Acht ċeana níor háṫruiġeaḋ na
háite árda: do ḃídis an pobal ioḋbairt,7
do losgaḋis tuis a ccoimṫiġ ann sna

háitib árda: do ċuir sé suas an ggeta
sa háirde do tiġ an Tiġearna.
36. Anois an ċuid oile do ġníom-
aib Iótam, agus a ndearna sé uile,
nać bfuilid siad scríobṫa a leabhar
croinice Ríoġ Iúdah?
37. Ann sna laeṫibsi do ṫosuiġ an
Tiġearna Resin Riġ na Siria, agus
Pecah mac Remaliah ċur a naġaidh
Iúdah.
38. Agus do ċodail Iótam agá
aiṫrib, agus do hadlaiceaḋ a bfoċair
a aiṫreaḋ é a ccaṫraiġ Dháibi a a-
ṫar, agus do ríoġaḋ Ahas a mhac
iona áit.

## CAIB. 16.

* 2 Croin. 28. 1.



Ann sa * seaċtmaḋ bliaḋain déug
do Phecah mac Remaliah do
ṫosuiġ Ahas mac Iótam
Riġ Iúdah a ríġe.
2. Fiċe bliaḋna dáois do bí A-
has a nuair do ṫosuiġ a ríġe, agus
do bí na Riġ sé bliaḋna déug ann
Ierusalem: agus ní dearnaiḋ sé an ní
fa ceart a radharc a Thiġearna Dé,
mar do riġne a aṫair Dáibi.
3. Aċt do siubail sé a sliġe
Ríoġ Israel, tug fós ar a mhac dul
trid an tteineaḋ, do réir adúaṫmhaireaċt
na ngeinteaḋ, noċ do teilg an Tiġ-
earna amaċ roimhe ċloinn Israel.
4. Agus do riġne sé ìodbairt, a-
gus do loisg sé túis ar na hárdaib,
agus ar na cnocaib, agus fói gach
crann glas.
* Isa. 7. 1. 5. Ann sin táinic * Resin Riġ na
Siria, agus Pecah mac Remaliah
Riġ Israel súas go Hierusalem ċum
coġaiḋ; agus do ċuireadar sluaġ na
ṫimċioll ar Ahas, aċt ní dféadaiḋ aca
air.

6. A nuair sin do ġnoṫuiġ Resin Riġ
na Siria Elat ar ais don tSiria,
agus do díbir na Iúdaiġe ó Elat, a-
gus tangadar na Siriannaiġ go He-
lat, agus do áitiġeadar ann sin gus
a niuġ.
7. Ann sin do ċuir Ahas teaċta go
Tiglat-pileser Riġ na Hassiria, gá
ráḋ, is misi do searbfoġantaiġ agus do
mhac; tárr súas, agus cumdaiġ mé
ar láimh Riġ na Siria, agus ar láimh
Riġ Israel, noċ déiriġ suas am a-
ġaiḋ.
8. Agus do ġlac Ahas an tór
agus an tór óir do frít a ttiġ an
Tiġearna, agus a ionmhus tiġe an
Riġ, agus do ċuir tiodlacaḋ go Riġ
na Hassiria.
9. Agus dáontuiġ Righ na Has-
siria leis: óir do ċuaiḋ Righ na
Hassiria súas a naghaiḋ Dhamas-
cus, agus do ghab sé í, agus rug
na daoine do bí innte a láimh go Cir,
agus do marḃ sé Resin.
10. Agus do ċuaiḋ Ahas go
Damascus, a ccoinne Thiglat-pile-
ser Righ na Hassiria, agus do
ċonnairc sé altóir do bí ann Damas-
cus: agus do ċuir an Righ Ahas
ċum Uriah an tsagart, cuma na hal-
tóra agus a samlaċus, do réir a
hoibrighṫe uile.
11. Agus do riġne Uriah an sa-
gart altóir, do réir gaċ éinneiṫe
dar ċuir Ahas an Righ ó Dhamas-
cus ċuige: már sin do riġne Uriah
an sagart í fá a nam a ttáinic an
Righ Ahas ó Dhamascus.
12. Agus a nuair táinic an Righ
ó Dhamascus; do ċonnairc an Righ an
naltóir: agus táinic an Righ gus a-
naltóir, agus do offráil sé uirre.
13. Agus do loisg sé offráil lo-
isge, agus offráil bíḋ, agus do dóirt
a offráil dighe, agus do ċroiṫ sé
fuil a offrála síoṫċána ar an naltóir.
14. Agus do rug sé leis mar an
gcédna an naltóir ṗráis do bí a laṫair
an Tighearna, ó édan an tighe, ó ei-
dir an naltóir agus tigh an Tigh-
earna.

ġerna, agus do ċuir sé í ar an ttaoib tuaiġ do naltóir í.

15. Agus do aiṫin Ahas do Uriah an sagart, gá ráḋ, ar an naltóir ṁóir loisg ofráil loisge na maidne, agus ofráil biḋ an tráṫnóna, agus íoḋbairt loisge an Riġ, agus a ofráil biḋ, agus ofráil loisge ḋaoine na tíre uile, agus a nofrála diġe, agus croiṫ uirre fuil na hofrála loisge uile, agus fuil híoḋbarta uile: agus biaiḋ an naltóir ṗrais agumsa do ċeasnuġaḋ maille lé.

16. Marso do riñe Uriah an sagart, do réir a nuile ni dar aiṫin an Riġ Ahas de.

17. Agus do ġearr an Riġ Ahas imiol na mbásaḋ, agus do áṫarruiġ an láiber diob amaċ, agus do leg an nfairge do na damuiḃ prais do bi fuiṫe, agus do ċuir ar páḃáil ċloċ í.

18. Agus an folach don tsábóid do riñedar annsa tiġ, agus dul a steċ an Riġ amuiċ, do iompóiġ sé ó tiġ an Tiġerna, deagla Riġ na hAssiria.

19. Anois an ċuid oile do ġníomuiḃ Ahas, noċ do riñe sé, naċ ḃfuilid scríoḃṫa a leaḃar croinice Rioġ Iúdah?

20. Agus do ċodail Ahas a bfoċair a aiṫreaḋ, agus do haḋlaiceaḋ agá aiṫriḃ é a ccaṫair Ḋháiḃi, agus do rioġuiḋ Heseciah a mac na áit.

---

## Caib. 17.



Nsa dara bliaḋain do Ahas Riġ Iúdah, do tosuiġ Hoséa mac Elah a riġe a Samária ós cionn Israel náoi mbliaḋna.

2. Agus do riñe sé an ni fa holc a raḋarc an Tiġerna, aċt ni do nós na Rioġ táinic roimhe ós cionn Israel.

3. Tháinic Salmaneser Riġ na hAssíria suas na aġaiḋ, agus do umluiġ Hoséa na ṡearḃíseaċ dó, agus tug tioḋlaice dó.

4. Agus fuair Riġ na hAssíria droiċmein an Hoséa: óir do ċuir sé teaċta go So Riġ na hÉgipte, agus ni tug sé tioḋlacaḋ ar biṫ go Riġ na hAssíria, mar do riñe sé ó ḃliaḋain go bliaḋain: ar a naḋbharsin do ḋruid Riġ na hAssíria fa iaḋaḋ é, agus do ċeangail sé a bpríosún é.

5. Annsin táinic Riġ na hAssíria súas ar feaḋ na criċe uile, agus do ċuaiḋ suas go Samária, agus do bi ré na haġaiḋ trí bliaḋna.

6. * Annsa náomaḋ bliaḋain do Hoséa do ġab Riġ na hAssíria Samária, agus rug sé Israel leis go hAssíria, agus do ṡuiḋiġ iad an Hálah, agus an Hábor láim ré habhuinn Gósan, agus a ccaiṫreaċaib na Mediteaċ. * Caib. 18. 10.

7. Oir is amhluiḋ bi, gur ṗeacuiġeadar clann Israel a naġaiḋ a tTiġerna Dia, noċ tug a níos iad as criċ na hÉgipte ó beiṫ fáoi láim Pháraó Riġ na hÉgipte, agus go raiḃ eagla dée oile orra;

8. Agus gur siubluiġeadar a reaṡuiḃ na ngeinteaḋ, (noċ do teilg an Tiġerna amaċ roimhe ċloinn Israel) agus Riġṫeaḋ Israel, noċ do riñeadar féin.

9. Agus do riñeadar clann Israel go folluiġeaċ na neiṫe nar ċóir a naġaiḋ a tTiġerna Dia, agus do riñeadar áite árda dóiḃ féin iona ccaiṫreaċaiḃ uile ó tor an luċt faire go nuige an ccaṫair ċumhduiġṫe.

10. Agus do ċuireadar suas dóiḃ féin iomáiġe, agus garráin an gaċ áon ċnoc árd, agus fáoi gaċ áon ċrann glas.

11. Agus annsin do loisgeadis túis annsna háitiḃ árda uile, mar níoḋ na geintiḋ do diḃir an Tiġerna rompa, agus do oibriġeadar droiċneiṫe do ḃrostuġaḋ an Tiġerna ċum feirge.

12. Oir

12. Oir do adhradar iomháighedh, a
ttaoibh a ndubhairt an Tighearna riu,
* Deut. 4. 19. ná * déunaidh an nisi.
13. Gidheadh fós do rinne an Tighearna
fiadhnuise a naghaidh Israel, agus a
naghaidh Iúdah tres na fáighibh
uile, agus tres an lucht faicsiona uile,
ga rádh, * fillidhsi ó bhur ndrochsli-
* Jer. 18. 11. & 25. 5. & 35. 15. ghibh, agus coiméudaidh maitheantasa,
agus mo reachta, do réir a nuile dlighe
dar aithin mé dá bhur naithribh, agus
noch do chuir mé chugaibh lem sherbhisigh
na fáidhe.
14. Gidheadh níor bháill léo a cluin-
* Deut. 31. 27. sion, * acht do chruáidhighedar a muinéil
amhuil muinéil a naithreadh, nach ar
chreid ann a ttTighearna Dia.
15. Agus do tharcuisnighedar a
reachta agus a chunnradh do rinne sé re
na naithribh, agus a fiadhnuisedh, noch
do fiadhnuigh sé na naghaidh, agus do
leanadar diomhaoines, agus tanga-
dar chum beith diomhaoin, agus do lena-
dar na geintigh, noch do bhí ar gach
taobh díobh, a ttaobh ar fuagair an
Tighearna díobh, nach dénaidis ní cos-
mhuil riu.
16. Agus do fágbhadar uile aith-
eanta a ttTighearna Dia, agus do ringe-
* Exod. 32. 8. 1. Reg. 12. 28. dar dóibh féin * iomháighedh leaghtha, dá
láogh, agus do rinnedar garrán, agus
do adhradar slógh neimhe uile, agus
do adhradar Baal.
17. Agus tugadar iad a macaibh,
agus iad a ninghena dul thríd an tteine,
agus do nidis fáistine, agus droidheacht,
agus do reacadar iad féin do dhénamh
uilc a bhfiadhnuise an Tighearna, dá bhros-
tughadh chum feirge.
18. Uimesin do bhí an Tighearna ro
fheargach re hIsrael, agus do athar-
ruigh sé ar a radharc iad: níor fág-
bhadh lucht aon, acht treabh Iúdah amháin.
19. Mar an gcédna níor choimhill
Iúdah aitheanta a ttTighearna Dia, acht
do siubhluighedar a reachtaibh Israel, noch
do rinnedar féin.
20. Agus do chuir an Tighearna
síol Israel uile a ttarcuisne, agus
do shaothruigh iad, agus do thoirbhir
iad a láimh millteóiridh nó gur theilg
sé as a radharc iad.
21. Oir do réub sé Israel ó
thigh Dháibhi, agus do rinnedar Righ
do Ieroboam mac Nebat, agus do
tharraing Ieroboam Israel ón Tigh-
earna do leanmhain, agus thug orra pe-
cadh mór do pheacughadh.
22. Oir do siubhluighedar clann Is-
rael a bpeacadhaibh Ieroboam uile, noch
do rinne sé, níor dhealuighedar riu.
23. No gur atharruigh an Tighear-
na Israel as a radharc, mar a du-
bhairt sé tre an sheirbhiseachaibh uile na
fáidhe: mar sin rugadh Israel as a
ndúthaigh féin go hAssiria gus a
niugh.
24. Agus tug Righ na hAssiria
daóine ó Bhabilon, agus ó Chutah,
ó Aba, agus ó Hamat, agus ó Sheph-
arbaim, agus do suidhigh sé iad a
ccaithreachaibh Shamária, a náit chloinne
Israel, agus do sealbhuighedar Samá-
ria, agus do áitighedar iona ccaith-
reachaibh.
25. Agus is amhluidh bhí, a ttosach
a ccomhnaighe ann sin, nach raibh eagla an
Tighearna orra: uime sin do chuir an
Tighearna leomhain na measc, noch do mharbh
cuid díobh.
26. Uime sin do labhradar re Righ
na hAssiria, ga rádh, na fineadhacha
do atharruigh tú, agus do suidhigh
tú a ccaithreachaibh Shamária, ni fes
dóibh modh Dhé na tíre; uime sin do
chuir sé leomhain na measc, agus féuch,
atáid agá marbhadh, do bhrígh nach bfuil
fios modha Dé na tíre aca.
27. Ann sin dfuagair Righ na hAs-
siria, ga rádh, beiridh lib ann sin áon
do na sagartaibh, noch tugabhair as sin,
agus éimigheadh, agus comhnuigheadh ann-
sin, agus múineadh sé dóibh modh Dhé na
tíre.
28. Ann sin tháinic áon do na sa-
gartaibh do rugadar léo as Samá-
ria, agus do rinne sé comhnuidhe a mBé-
tel, agus do mhúin dóibh cionnus do bheith
eagla an Tighearna orra.
29. Gidheadh do rinne gach cinedh

deé dóib féin, agus do ċuireadar iad a
ttiġṫib na náitreaċ árd noċ riġne-
dar na Samaritanuiġ, gaċ ċinneaḋ
ann a ccaiṫreaċaib féin mar ar ċomnuiġ-
ġeadar.

30. Agus do riġnedar muinntir na
Babiloine Sucot-benot, agus luċt
Chut do riġnedar Nergal, agus do
riġnedar, muinntir Hámot, Asima,

31. Agus do riġnedar na Habitiġ
Nibbas agus Tartac; agus do
loisgeadar na Sepharbitiġ a cclann a
tteine do Adrammelech, agus do
Anammelech deé Shepharbaim.

32. Mar sin do bi eagla an Ti-
ġearna orra, agus do riġnedar dóib
féin don ċuid do buḋ uirisle aca, sa-
gairt na náitreaċ árd, noċ do níoḋ ioḋbairt
ar a son, a ttiġṫib na náitreaċ árd.

* Sepha. 1. 5. 33. * Do bi eagla an Tiġearna orra,
agus do adhradar a ndeé féin, do réir
moḋa na ccineaḋaċ, noċ rugadar leó
as sin.

34. Gus an lá a niuġ do níd réir
an tseanḋóis: ni bíonn eagla an Tiġear-
na orra, ni mó do níd do réir a reaċta,
nó do réir a nórduiġṫeaḋ, nó do réir an
dliġe agus na haiṫne, noċ daiṫin
an Tiġearna do ċloinn Iácob, dar ġoir
* Gen. 32. 28. sé * Israel dainm,

* 1 Riogh. 18. 31. 35. Re a ndearna an Tiġearna cun-
* Breith. 6. 10. rad, agus ar fuagair dóib, ġa rád *
ni bia eagla eindee oile oruib, ni uim-
leoċuiḋ sib féin dóib, ni ḋéantaói ioḋ-
bairt dóib, ni ḋéantaói seirbis dóib:

36. Aċt an Tiġearna, noċ tug a
nios sib as crié na Hégipte ré cumaċta
móra, agus le láim sinte amaċ, is
roimesion bias eagla oruib; agus isé
aḋarfuiḋe, agus is dó ḋéantaoi
ioḋbairt.

37. Agus coimeudfuiḋe na sta-
tuiḋiġ, agus na hórduiġṫe, agus na
dliġṫe, agus na haiṫeanta, noċ do
sgrioḃ sé dáoib, coiméudfaoi iad go
bráṫ, agus ni biáiḋ eagla deé oile
oruib.

38. Agus ni dearmadfáoi an ċun-
rad do riġne mé rib, ni mó bias eagla
deé oile oruib.

39. Aċt biáiḋ eagla bur Ti-
ġearna Dia féin oruib, agus sáorfuiḋ
sé sib as láim bur nuile námad.

40. Aċht ċeana níor éisteadarsan,
aċ do riġnedar do réir an ċéd ġná-
ṫa.

41. Mar sin do bi eagla an Tiġear-
na ar na cineaḋaċaib si, agus do ri-
ġnedar seirbis dá níomáiġib grábálta
féin, a cclann araon, agus clann a
ccloinne: mar do riġnedar a naiṫre, is
mar sin do níd sion gus a niuġ.

---

# CAIB. 18.



Nois tárla ann sa treas blia-
dain do hoseá mac Elah Riġ
Israel, gur tosuiġ * He-
seciah mac Ahas Riġ Iu- * 2 Croin. 28. 27. & 29. 1. Math. 1. 9.
dah a riġe.

2. Cúig bliaḋna fiċċiod dáois do
bi sé a nuair do tosuiġ sé a riġe,
agus do bi na Riġ náoi mbliaḋna fi-
ċċiod ann Ierusalem: do bé fós ainm
a maṫar Abi, inġen Shachariah.

3. Agus do riġne sé an ni fá ceart * 2 Croin. 29. 1.
a radarc an Tiġearna, do réir a nuile
ni dá ndearnuiḋ a aṫair Dáibi.

4. Do atarruiḋ sé na háite árda, * Esa. 36. Eccle. 48. 18.
agus do bris sé na híomáiġe, agus do
ġearr sé síos na garrain, agus do
bris na codċannaib a naiṫir nime * * Uibh. 21. 9.
prás do riġne Maoise: oir gus an
namsin do loisgedis clann Israel túis
di: agus do ġoir sé Nehustan
di.

5. Do ċuir sé a ḋóiġ ann sa Tiġear-
na Dia Israel, ionnus naċ raib ċinnduiġ-
ne na ḋiáiġ cosmuil ris a measg Ríoġ
Iúdah uile, nó ċinnduiġne dá raib roi-
me.

6. Oir do ċuaiḋ sé a leiṫ an Ti-
ġearna, agus níor ḋeiliġ ré na
leanmuin

leanmhuin, acht do choimhéud a aitheanta noch
do aithin an Tighearna do Mhaoise.
7. Agus do bhi an Tighearna maille ris,
agus do chuaidh sé ar a aghaidh gach uile
ball a ttiaghadh amach, agus do chuir
sé a naghaidh Righ na hAssiria, agus
níor fhoghain sé dhó.
8. Do bhúail sé na Philistinigh go
nuige Gasa, agus a imle sin ó thor
an luchd faire gus na caithreachaibh dain-
gne.
*Caib. 17. 3. 9. Agus * tárla anns a cheathramhadh
bliadhain do Hesechiah, (noch ar bhé an
seachtmhadh bliadhain do Hoséa mac Elah Righ
Israel) go ttáinic Salmaneser Righ
na Hassiria a naghaidh Shamária, agus
gur chuir slúagh na timchioll uirre.
10. Agus a ccionn thri mbliadhan do
ghabhadar i, anns a seiseadh bliadhain
*Caib. 17. 6. do Hesechiah (do bhi sin an *
náomhadh bliadhain do Hosea Righ Israel)
do gabhadh Samária.
11. Agus rug Righ na Hassiria
Israel leis don Assiria, agus do
chuir sé iad ann Hálah agus Hábor láimh
ré habhuinn Gosan, agus a ccaithre-
chaibh na Medech:
12. Do bhrigh nar umhluigheadar do
ghlór a Ttighearna Dé, ach gur sá-
ruigheadar a chunnradh, agus a nuile ni
dár aithin Maoise serbhfoghantuigh
an Tighearna dhiobh, agus nar báill leó
a ccluinsion nó a ndéanamh.
*2 Croin. 32. 1. Esa. 36. 1. Eccli. 48. 18. 13. Anois * anns a cheathramhadh blia-
dhuin déug don Righ Hesechiah táinic
Sennacherib Righ na Hassiria súas
a naghaidh uile chaithreach ndaingean Iúdah,
agus do ghabh sé iad.
14. Agus do chuir Hesechiah Righ
Iúdah teachta go Righ na Hassiria go
Lachis, dá rádh, do chiontuigh mé, fill
uáim: an ni chuirfios tú orum, iom-
chorruidh mé é. Agus do chuir Righ na
Hassiria ar Hesechiah Righ Iúdah trí
chéud tallann airgid, agus triochad tal-
lann óir.
15. Agus tug Hesechiah dhó ar
frith dairgiod a ttigh an Tighearna, agus
a monnmhuraibh tighe an Righ.
16. Fa namsin do ghearr Hesechiah
an tór do dhoirsibh teampuill an Tighear-
na, agus do na piléuruibh, noch do
dhfoluigh Hesechiah Righ Iúdah [re hór]
agus tug sé do Righ na Hassiria é.
17. Agus do chuir Righ na Hassiria
Tartan, agus Rabsaris, agus Rab-
saceh ó Lachis gus an Righ Hesechiah
maille re slúagh mór a naghaidh Ierusa-
lem: agus do chuádar súas agus tán-
gadar go hIerusalem; agus a nuair
tangadar a nios, tangadar agus do
sheasadar ag píopa an locháin dob áir-
de, noch atá a slighe móir machaire a
núcaire.
18. Agus a nuáir do ghoireadar cum
an Righ, táinic Eliacim mac Hilciah
amach cuca, noch do bhi ós cionn an teagh-
luigh, agus Sebna an scríbhneoir,
agus Ioah mac Asaph an cuimnigh-
theóir.
19. Agus a dubhairt Rabsaceh riú,
labhruidhsi a nois ré Hesechiah, mar so
deir an Righ mór, Righ na hAssiria, creud
é an daingion so iona bhfuil tú ag cur
do dhóthchuis?
20. A deir tusa (acht is briathra
díomháoin iad) atá comhairle agus neart
agumsa chum an chogaidh: anois cia iona
bhfuil do dhóthchus, ar a ttéid tú a
ccogadh orumsa?
21. Féuch anois atá do dhóigh a mai-
de don ghiolcuigh bhrúighte si, in sa Né-
gipt, noch má sheasann duine ris, racas
iona laimh agus tollfas i: marsin atá
Phárao Righ na hÉgipte ré gach áon
dá gcuirionn a dhóigh ann.
22. Acht má deirti riomsa, atá ar
ndóigh ann ar Ttighearna Dia, nach é
sin an té ar chuir Hesechiah a áite ár-
da, agus a altóra ar gcúl, agus a
dubhairt sé ré Iúdah, agus ré Ierusa-
lem, do dhéuntáoi iodhbhairt as coinne na
haltóra sa ann Ierusalem?
23. Anois ar a nadhbharsin guidhim
tú, tabhair braighde dom thighearna Righ
na hAssiria, agus do bhéara misi dhá
mhíle each dhuit, má tig dhiot ar do shon
féin marcshlúagh do chur orra.
24. Cionnus maiseadh iompóchus tú
uáit aghaidh áoncaiptin amáin do na

sheirbhḟoġantaiḃ is luġa ag am ṁaiġistir, agus cuirfeas tú do ḋóiġ san Négipt fa ċarbadaiḃ agus fa ṁarcsluaġ?

25. An ttáinic misi a nois gan an Tiġearna a naġaiḋ na háitesi dá milleaḋ? a dubhairt an Tiġearna riom, éiriġ suas a naġaiḋ na tíresin, agus mill í.

26. Ann sin a dubhairt Eliacim mac Hilciah, agus Sebna, agus Ioah re Rabsaceh, guiḋim tú, labhair red ṡeirbhḟoġantaiġiḃ ann sa teangaiḋ Shiriánta, (óir tuigmid í) agus ná labhair rinn ann sa teangaiḋ Iúdaiḋe a ccluasaiḃ na muintire atá ar an mballa.

27. Acht a dubhairt Rabsáceh riú-san, nar ċuir mo ṁaiġistir misi ċum do ṁaiġistirsi, agus ċugadsa do labhairt na mbriatharsa? nać ċum na muintire ṡuiḋios ar an mballa do ċuir sé mé, go níthid a salċar féin, agus go nibid a bhfual féin bur bhfochairse.

28. Ann sin do ṡeas Rabsaceh, agus do éiriġ do ġuth árd a tteangaiḋ na Niudaigheaḋ, agus do labhair, dá ráḋ; éistiġ focal an Riġ ṁóir, Riġ na Hassiria.

29. Mar so a deir an Righ ribh, ná meallaḋ Heseciah sibh: óir ni biáiḋ ar a ċumus bur sáoraḋ as a láim:

30. Agus ná tugaḋ Heseciah oraiḃ bur ndóigh do ċur ann sa Tighearna, gha ráḋ, sáorfaiḋ an Tighearna sinn go deimin, agus ni scċodar an ċaṫairsi a láim Righ na Hassiria.

31. Ná tugaiḋ éisteaċt do Heseciah: óir is mar so deir Righ na Hassiria, déunaiḋ réiteaċ riomsa maille re comaiḋ, agus tigiḋ amać ċugam, 7 ann sin itheaḋ gać áon agaiḃ dá fíneamhuin féin, agus gać áon da ċrann fige, agus ibheaḋ gać áon uisge a tobair féin.

32. Nó go tti misi, agus go mbeirid mé liom sibh a bhfearann cosmhuil re bur ttír féin; dúiṫċe arba agus fíona, dúiṫċe aráin agus fíneamhna, dúiṫċe ola ċrann ola agus meala, ċor go mairfiḋe, agus nać bfuiġe sibh bás: agus ná héistiḋ re Heseciah a nuair ċuirfeas sé impiḋe oraiḃ, dá ráḋ, táirṫeoċaiḋ an Tiġearna sinn.

33. Nar ṡáor dia ar biṫ do na cineadhaiḃ a dúiṫċe as láim Riġ na Hassiria?

34. Cáit a bhfuilid dée Hamat, agus Arpad? cáit a bhfuilid dée Sepharbaim, Hena, agus Ibah? nar ṡáoradar Samária as mo láimsi?

35. Cia hiad féin a measc dhée na ttiortan, noć do ṡáor a ttír as mo láimsi, as a sáorfaḋ an Tiġearna Ierusalem as mo láim?

36. Acht do bhádar na daóine na ttost, agus níor freagradar an focal dó: óir do bé aiṫne an Riġ, dá rádh, ná tugaiḋ freagra air.

37. Ann sin táinic Eliacim mac Hilciah, noć do bí ós cionn an teaġlaiġ, agus Sebna an scríbneóir, agus Ioah mac Asaph an cuimnigeóir, go Heseciah gun a néadać briste, agus do innsedar dó briaṫra Rabsaceh.

---

## CAIB. 19.

AGus * tárla a nuair do ċuala Heseciah sin, gur bris sé a éadać, agus gur folaiġ é féin le saiceadać, agus do ċuáiḋ go tiġ an Tiġearna. *Esa. 37. 1

2. Agus do ċuir sé Eliacim do bí ós cionn an teaġlaiġ, agus Sebna an scríbneóir, agus sinsir na sagart a cculadaiḃ saiceadaiġ go Hisaiah an fáiġ, mac Amos.

3. Agus a dubradar ris, is mar so a deir Heseciah, is lá buaiḋearṫa an láso, agus mioċlú agus scannla: óir tangadar an ċlann go ham a mbeartha, agus ni bhfuil do neart a mbreiṫ

do

4. Do bféidir go ccluinfeaḋ do Thiġearna Dia briaṫra Rabsaceh uile, noċ do ċuir Ríġ na Hassiria a ṁaiġistir ḋaiṫisioḋ an Dē bi, agus go niṁḋeargfaḋ na briaṫra noċ do ċuala do Thiġearna Dia: uime sin tóg suas do ġuiḋe ar son an ḋfuiġill do fágbaḋ.

5. Mar sin ṫangadar serbisigh an Righ Heseciah go Hisaiah.

6. Agus * duḃairt Isaiah riú, abraiḋ mar so ré bur maiġistir, is mar so a deir an Tiġearna, ná bioḋ eagla ort roiṁe na briaṫraiḃ do ċuala tú, ler scannluiġeadar muinntir Ríġ na Hassiria misi.

7. Féuċ, cuirfiḋ misi séideaḋ air-sion, agus cluinfiḋ sé giorac, agus fillfiḋ sé dá ṫiġ féin, agus do ḃéura mé air tuitim leis an cclaiḋeaṁ iona ṫír féin.

8. Agus do ḟill Rabsaceh, agus fuáir sé Ríġ na Hassiria ag cogaḋ a naġaiḋ Libnah: óir do ċuala sé gur imṫiġ sé as Lachis.

9. Agus a nuair do ċuala sé sgéul ar Thirhacah Ríġ na Hetiópia, féuċ, atá sé ar tteaċt amach do ṫroid ad aġaiḋ: do ċuir sé teaċta a ris go Heseciah, ġa ráḋ:

10. Mar so laḃartaoi re Heseciah Ríġ Iúdah, ġa ráḋ, ná meallaḋ do Ḋhia iona ḃfuil do ḋóċċus tú, ġa ráḋ, ni ṫiubarṫar Ierusalem a láiṁ Ríġ na Hassiria.

11. Féuch, do ċuala tú cred do rinneadar Ríġṫe na hassiria ré gac uile ċrich da léirsgrios; agus an sáorfuiġṫear tusa?

12. Ar sáoradar dée na gcineaḋach an lus do ċlaóiḋeadar maiṫreri; Gózan, agus Háran, agus Reseph, agus clann Eden, noċ do bí an Telasar?

13. Cáit a ḃfuil Ríġ Hamat, agus Ríġ Arpad, agus Ríġ caiṫreaċ Sepharbaim, Hena, agus Ibah?

14. Agus do ġlac Heseciah an litir as láiṁ na tteaċta, agus do léiġ í. agus do ċuaiḋ Heseciah suas go tiġ an Tiġearna, agus do leaṫnuiġ sé í a laṫair an Tiġearna.

15. Agus do ġuiḋ Heseciah a laṫair an Tiġearna, agus a duḃairt, ó a Thiġearna Dia Israel, noċ ċoṁnuiġios eidir na Cherubiniḃ, is tusa aṁáin Dia rioġaċt an doṁain uile, is tú do rinne neaṁ agus talamh.

16. A Thiġearna, crom a nuas do ċluas, agus cluin: fosgail, a Thiġearna, do súile, agus féuċ, agus cluin briaṫra Shennacheriḃ, noċ do ċuir sé ḋaiṫisioḋ an Dē bi.

17. As fíor, a Thiġearna, gur ḋibreadar Ríġṫe na Hassiria na cineaḋaċa agus a ndúiṫċe,

18. Agus gur teilgeadar a ndée ansa teine: óir nior ḋée iad, as obair láṁ daóine, crann, agus cloċa; uime sin do sgriosadar iad.

19. A nois ar a naḋbarsin, ó a Thiġearna ar Ndia, guiḋim tú, sáorsa sinne as a láiṁ, ċor go mbia a fios ag uile rioġaċtaiḃ an doṁain, gur tusa aṁáin an Tiġearna Dia.

20. Ann sin do ċuir Isaiah mac Amos fios go Heseciah, ġa ráḋh, is mar so a deir an Tiġearna Dia Israel, do ċuala mé an ġuiḋe do rinne tú ċugam a naġaiḋ Shennacheriḃ Ríġ na Hassiria.

21. Ase so an focal do laḃair an Tiġearna ḋa ṫáoiḃ, do ṫarcuisniġ an maiġdion inġean Shion tú, agus do ġáir go magaṁuil fúd, do ċroiṫ inġean Ierusalem a ceann ort.

22. Cia sgannluiġ tú, agus do aiṫisiġ tú? agus cia a naġaidh ar árduiġ tú do ġuṫ, agus ar tóg tú suas do súile go hárd? eadhon a naġaiḋ an naóiṁ náoṁṫa Israel.

23. Leo teaċtaiḃ do aiṫisiġ tú an Tiġearna, agus a duḃairt tú, le hiomad mo ċarbad ṫáinic mé a nios a mulluiġiḃ na sliaḃ go táoḃuiḃ Lebanon, agus gearrfa mé sios a crainn árrda Cédar, agus togha a crann gciuṁuis: agus raċa mé a steaċ go lóistiniḃ a imil, agus go foraóis a Charmel.

24. Do ṫochuil mé, agus do ibh mé uisgeḋa coimhiġṫeaċa, agus le bonn mo ċos do ṫiormuiġ mé suas uile aibhne na náiteach ndaingen.

25. Nac ccúala tusa fada ó soin cionnus do rinne mé é? agus gur ċum mé é ó na sean aimsearuibh? anois tug mé a gcriċ é, ionnus go mbeiṫeása cum ḋénamh fásuiġ do ċaiṫreaċaibh daingne, na ccarnuib fasamla.

26. Ar a nadḃarsin do ḃádar a náitreḃuiġ beagċumasaċ, do ġab criṫeagal agus do cloiḋeaḋ iad, do ḃádar mar féur an ṁacáire, agus mar an luiḃ ġlais, mar an bféur ar mullaċ tiġe, agus mar arḃar ṁeaṫas sul ḟásas sé suas.

27. Aċt is fios damsa hionad comhnuiḋe, do ḋul amach, agus do ṫeaċt a steaċ, agus do buile am aġaiḋ.

28. Do ḃriġ go bfuil tú ar buile am aġaiḋ, agus gur éiriġe do ċuṫaċ suas am ċlúasuiḃ, ar a nadḃarsin cuirfe misi mo ḋubán ann do ṡróin, agus mo srian ann do ḃéul, agus fillfe mé ar hais tú annsa tsliġe iona ttáinic tú.

29. Agus biaiḋ so na ċomarṫa agad, iostaoi ar an mbliaḋainsi do na neiṫib fásas úaṫa féin, agus annsa dara bliaḋain do na neiṫiḃ fásas asta sin, agus annsa tres bliaḋain cuiriḋ síol, agus bearruiḋ, agus plannduiġiḋ fíneamhna, agus iṫiḋ a ttoraḋ sin.

30. Agus an fuiġioll racus as do ṫiġ Iúdah, gébuiḋ fós fréamh síos, agus do béaruiḋ toraḋ suas.

31. Oir racaiḋ fuiġioll amaċ as Ierusalem, agus an méid do ċúaiḋ as ó ṡliaḃ Sion: do ḋénna teasgrás Ṫiġearna na slóg so.

32. Ar a nadḃarsin is marso a deir an Tiġearna a ttaoiḃ Ríġ na hassiria, ni ṫiocfaiḋ sé don ċaṫraiġsi, agus ni ċaiṫfiḋ sé soiġeaḋ ann, ni ṫiocfaiḋ sé na hagaiḋ le sgéiṫ: agus ni teilgfiḋ sé ann tseinse na hagaiḋ.

33. Annsa tsliġe a ttáinic sé, annsa tsliġe ċéadna fillfeas sé, agus ni ṫiocfaiḋ sé don ċaṫraiġsi, a deir an Tiġearna.

34. Oir cumhdeoċaiḋ misi an caṫraiġsi dá diden ar mo ṡon féin, agus ar son mo ṡearḃḟoġantuiġ Dáibi.

35. Agus *tárla a noiḋċe sin féin, go ndeaċaiḋ aingel an Tiġearna amaċ, agus gur ḃúail sé a bfoslungport na Nassirianach céud agus ceiṫre fiċid agus cúig míle; agus a núair do éirġeadar go moch ar maidin, féuch do ḃádar uile na ccorpuiḃ marḃa. *Esa. 37.36. Tob. 1.21. Ecclus. 48.21. 1 Mac. 7.41. 2 Mac. 8.19.

36. Annsin do ġlúais Sennacherib Rí na hassiria, agus dimṫiġ, agus dfill sé, agus do rinne comhnuiġ a Ninebeh.

37. Agus tárla mar do bí sé ag adhraḋ a ttiġ Nisroch a dhé, gur ḃúail Adrammelech agus Sareser a ṁic leis an cclaiḋeaṁ é: agus do teiṫeadar féin go crich na hairménia, agus do ríoġuiġ Esarhaddon a ṁac iona áit.

## CAIB. 20.

AN sna laeṫiḃsin do bí *Hezeciah tinn cum báis; agus tháinig an fáigh Isaiah mac Amos cuige, agus a duḃairt ris, is marso a deir an Tiġearna, cuir do ṫiġ a nórduġaḋ; óir éugfaiḋ tú, agus ni ṁairfiḋ tú. *2 Cron. 32.24. Esa. 38.1. *Eclus. 48.23. Isai. 3… *Isai. 3…

2. Annsin dfill seision a aġaiḋ ar an mballa, agus do ġuiḋ sé an Tiġearna, ga raḋ,

3. Guiḋim tú, a Ṫiġearna, cuimhniġ a nois mar do siubhail mé ad laṫair a bfírinne, agus maille ré croiḋe iomlán, agus go ndearna mé an ni buḋ maiṫ ad radharc; agus do ġuil Hezeciah go géur.

4. Agus tárla sul do ċuaiḋ Isaiah amaċ

amach ann sa ccuirt meadhonaigh, go ttáinic briaṫar an Tiġerna ċuige, ga rád,

5. Fill arís, agus innis do Hezeciah caiptín mo ṗobail, is marso a deir an Tiġerna Dia haṫar Dáibi, do ċuála mé hurnaiġ, agus do ċonnairc mé do ḋeóra: féuch, sláineoċuiḋ mé tú; ar an treas lá raċa tú súas go tiġ an Tiġerna.

6. Agus cuirfiḋ mé cúig bliadhna déug dfad ar do ṡáoġal, agus sáorfa mé ṫú féin agus an ċaṫairsi as láim Ríġ na hAssiria, agus cumdeoċuiḋ mé an ċaṫairse ar mo ṡon féin, agus ar son mo ṡeirbḟoghantaigh Dáibi.

7. Agus a dubhairt Isaiah, glac mell figeadh. Agus do ġlacadar, agus do ċuiredar ar an nescóid é, agus do bí seision slán.

8. Agus a dubhairt Hezeciah ré Isaiah, cia bus comarṫa go leiġeosuiḋ an Tiġerna mé, agus go raċaiḋ mé súas go tiġ an Tiġerna an treas lá?

9. Agus a dubhairt Isaiah, do ġeba tú an comarṫasa ón tTiġerna, go ndéna an Tiġerna an ni do labhair sé; an raċaiḋ an sgáile ar aġaiḋ deiċ gcéim, no * deiċ gcéim ar ccúl?

10. Agus do ḟreagair Hezeciah, is ni súarrac don sgáile dul síos deiċ ccéim; ni headh, acht filleaḋ an sgáile deiċ ccéim ar ais.

11. Agus do éiġ Isaiah an fáiġ ċum an Tiġerna, agus rug sé an sgáile deiċ ccéim ar cúl ann a ndeaċuiḋ sé síos a ndiail Ahas.

12. Fa * namsin do ċuir Berodacbaladan mac Baladain Ríġ na Babilóne litreaċa agus bronntanus ċum Hezeciah; óir do ċúala sé go raib Hezeciah tinn.

13. Agus do éisd Hezeciah riú, agus do ṫaisbéin dóib tiġ taisgiḋ a neiṫionn mórluaiġ, an tairgiod, agus an ór, agus na spiosradh, agus na hola lógmhara, agus tiġ a armála uile, agus an méid fríṫ ann a ionnmu-suib: ni raib éinni iona tiġ, nó iona thiġearnus uile, nar ṫaisbéin Hezeciah dóib.

14. Ann sin ṫáinic Isaiah an fáiġ gus an Ríġ Hezeciah, agus a dubhairt ris, cred a dubhradar na daóinesi, agus cia ó ttangadar ċugadsa? a dubhairt Hezeciah, ṫangadar ó ṫír imċéin, ón Mbabilóin.

15. Agus a dubhairt seision, cred do ċonnċadar ann do ṫiġ? agus a dubhairt Hezeciah, a bfuil do neiṫib ann mo ṫiġse do ċonnċadar iad: ni bfuil éinni a measc mionnmuis nach ar ṫaisbein mé dóib.

16. Agus a dubhairt Isaiah re Hezeciah, éisd ré briaṫar an Tiġerna.

17. Féuċ, tiocfaid na laeṫe go mbéarṫar a bfuil ann do ṫiġsi, agus ar ċuireadar haiṫre súas a stór gus a niuġ, don * Bhabilóin: ni ḟuigfiġear ein ni, a deir an Tiġerna.

18. Agus dot ṁacaib ṫiucfas uáit, noċ ġeinfeas tusa, béurṫuiḋ sion leó, agus béid na ccaillteanaċuib a bpálas Ríg na Babilóine.

19. Ann sin a dubhairt Hezeciah re Isaiah, is maiṫ briaṫar an Tiġerna, noċ do labhair tusa: agus a dubhairt, nach ṁaiṫ é, má bionn síoṫċáin agus firinne ann mo laeṫibsi.

20. Agus an ċuid oile do ġníomharṫuib Hezeciah, agus a neart uile, agus mar do rinne sé tobar agus pióba uisge, agus mar ṫug uisge ċum na caiṫreaċ, nach bfuilid siad sgriobṫa a leabar croinice Ríoġ Iúdah?

21. * Agus do ċodail Hezeciah a bfoċair a aiṫreaḋ, agus do ríoġuiḋ Manasseh a mac iona áit.

* Ecclus. 48. 23. Isai. 38. 8.
* Isai. 39. 1.
* Caib. 24. 13. & 25. 13. Jer. 27, 22.
* 2 Croin. 33. 1.

C A I B. 21.

DO bí Manasseh dá bliadhain déug dáois a nuair do tosuiġ sé a ríġe, agus do bí na Rígh cúig bliadhna déug, agus dá fhithchiod ann Ierusalem,

salem, agus do bē ainm a máṫar
Hephsibah.
2. Agus do rinne sé an ni fa
holc a radharc an Tigherna, do réir
aḋḟuaṫmaireaċt na ngeinteadh, noċ do
ṫeilg an Tigherna amach roiṁe ċloinn
Israel.
3. Oir do ċuir sé súas a ris na
háite árda, * noċ do ṁill Hesechiah
* Cab. 18. 4. a aṫair, agus do ċuir sé altóra súas
do Bhaal, agus do rinne sé gar-
rán mar do rinne Ahab Righ Israel,
agus do aḋair sé slúagh neiṁe uile,
agus do rinne seirbhís dóiḃ.
* Ier. 32. 34. 4. Agus do * rinne sé altóra a
ttigh an Tigherna, dá ndubhairt an
* 2 Sam. 7. 13. Tigherna, * ann Ierusalem ċuirfios
mē mainm.
5. Agus do ċuir sé altóra súas
do slúagh neiṁe uile, an ndá ċúirt
ṫighe an Tigherna.
6. Agus tug ar a ṁac dul ṫrid
an tteine, agus do aḋradh daimse-
ruiḃ, agus do ṁioḋ droigheaċt, agus
cuman re leannanuiḃ síṫe, agus re lus
fáistine: doibrigh sé mórán uile a
radharc an Tigherna, ler brostuigh
ē cum feirge.
7. Agus do suiḋiḋ sé iomáigh
ghrábálta don ghárrán do rinne sé
ann sa tigh a ttaóib a ndubhairt an
Tigherna re Dáibi, agus re Solam
* 1 Riogh. 8. 29. & 9. 3. Caib. 23. 27. a ṁac, ann sa * tighsi, agus ann Ie-
rusalem, noċ do ṫogh mē as treḃ-
uiḃ Israel uile, ċuirfios mē mainm go
bráṫ.
8. Agus ni ċorraċa mē cosa Is-
rael nios mó amach as a nduṫċe
féin, noċ ṫug mē dá naiṫriḃ, amáin
má ċoiṁlíonuid siad a ḋénaṁ do réir
a nuile ḋlighe do aiṫin mo ṡearḃḟo-
ghantuigh Maóise dioḃ.
9. Acht nior éisteadarsan, agus
do ṫarraing Manasseh iad ċum nios
mó ḋuilc do ḋénaṁ, ná a ndéarnadar
na cineaḋaċa do ḋíbir an Tigherna
roiṁe ċloinn Israel.
10. Agus do labhair an Tigherna
tre na searḃḟoghantaiḃ na fáighe,
dá ráḋ,

11. * Do brigh go ndéarnuigh Ma- * Ier. 15. 4.
nasseh Righ Iúdah na neiṫe aḋḟuaṫ-
ṁarsa, go ndéarna sé olc ós cionn
a ndéarnadar na hAmoritigh, noċ do
bí roiṁe, agus go ttug sé Iúdah
mar an gcéadna peacughaḋ le na ioḋ-
aluiḃ.
12. Ar a naḋbharsin is marso a
deir an Tighearna Dia Israel, féuċ,
atáim ag tabhairt a leiṫéid sin duilc
ar Ierusalem, agus ar Iúdah, * gidh * 1 Sam. 3. 11.
bē ar biṫ ċluinfios ē, go mbia fuaim
iona dá ċluáis.
13. Agus sínfiḋ mē tar Ierusa-
lem dórubha Shamária, agus plumba
(luaighe) ṫighe Ahab, agus cuimeol-
uiḋ mē Ierusalem, mar ċuimlios duine
mias, dá cumailt, agus da hiompóġ
bun ós cionn.
14. Agus tréigfiḋ mē fuighioll
moighreaċta, agus seaċóduigh mē a láiṁ
a náṁad iad, agus béiḋ na ccreiċ,
agus na ndíoḃail agá naiṁde uile;
15. Do brigh go ndéarnadar an ni
dob olc ann mo radharc, agus gur
ċorruighedar ċum feirge mē, ón ló
fá ttangadar a naiṫre amaċ as an
Négipt gus a niugh.
16. Tuilleadh oile, do dóirt Manas-
seh fuil neiṁċiontach go ro ioma-
cach, nó gur lion sé Ierusalem ón
cionn go ċéile, taoḃ amuiċ dá peacaḋ
lē ttug sé ar Iúdah peacughadh a
ndénaṁ an neiṫe fa holc a radharc
an Tigherna.
17. Anois an ċuid oile do ghnio-
ṁaiḃ Mhanasseh, agus a ndéarna sé
uile, agus a peacaḋ noċ do peacaiḋ
sé, nać bfuilid sgriobṫa a leaḃar croi-
nice Riogh Iúdah?
18. Agus do * ċodail Manas- * 2 Croin. 33. 20.
seh a bfocair a aiṫreaḋ, agus do
haḋlaiceaḋ a ngáirdin a ṫighe féin ē,
a ngáirdin Ussah; agus do rioghaḋ
Amon a ṁac na áit.
19. Do bi Amon dá bliaḋuin agus
fiċċe daóis an tan do ṫosuigh sé a
riġe, agus do bi sé na Righ dhá
bliaḋuin ann Ierusalem: agus do bē
ainm a máṫar Mesulemet, ingean Ha-
rus ó Iotbah.
20. Agus

20. Agus do rinne sé an ni dob olc
a radharc an Tighearna, mar do rinne
a athar Manasseh.
21. Agus do siubhail sé annsna huile
slightibh ann ar siubhail a athar, agus
do rinne serbhis do na hiodhalaibh dá ndearn-
nadh a athar serbhis, agus do adhair
sé dóibh.
22. Agus do thréig sé an Tighear-
na Dia a aithreadh, agus níor siubhail
sé a slighe an Tighearna.
23. Agus do chumadar serbhfoghan-
taighe Amon feall na aghaidh, agus do
mharbhadar an Righ iona thigh féin.
24. Agus do mharbhadar dáoine na
tíre an lucht sin uile do rinne feall a na-
ghaidh an Righ Amon, agus do rinneadar
dáoine na tíre Righ do Iosiah a mhac na
áit.
25. Anois an chuid oile do ghníomharthaibh
Amon, noch do rinne sé, nach bhfuilid
siad scríobhtha a leabhar croinice Riogh
Iudah?
26. Agus do hadhlaiceadh iona thu-
ama é a ngáirdín Ussa, agus do bhí*
*Math.1.10. Iosiah a mhac na Righ na áit.

---

CAIB. 22.

*2 Crein. 34.1.

DO * bhí Iosiah ocht mbliadhna
dáois a nuair do thosuigh a
righe, agus do bhí sé na
Righ áon bhliadhain déug ar
fhichid ann Ierusalem: agus do bé ainm
a mhathar Iedidah ingean Adaiah ó
Bhoscat.
2. Agus do rinne sé an ni fa maith
a radharc an Tighearna, agus do siu-
bhail sé a nuile slightibh a athar Dáibhi,
agus níor fill sé do leathtaoibh ar a
láimh deis nó ar a láimh chlé.
3. Agus tárla annsa nochtmhadh blia-
dhain déug don Righ Iosiah, gur chuir
an Righ, Saphan mac Azaliah, mhic
Messullam an scribhneoir go tigh an
Tighearna, gha rádh,
4. Eirigh suas go hilciah an tárd-
shagart, go náirimh sé an tairgiod tu-
gadh go tigh an Tighearna, noch do chruin-
nigheadar lucht coimeádta an doruis ón
phobal.
5. Agus tugaidis a láimh luchta dhéan-
ta na hoibre é, agá bhfuil feuchain ós
cionn tighe an Tighearna: agus tugai-
dission é don lucht oibre, noch atá a tTigh
an Tighearna do leasughadh brisde an
tighe,
6. Do sháoraibh crainn, agus do áos
dhéanta an tighe, agus do sháoraibh
cloch, agus do cheannach adhmaid, agus
chloch snoighthe dá ttóghnamh an tighe.
7. Acht chena, ní dhearnadh cuntus ar
bith riú fan airgiod tugadh a a láimh,
do bhrigh go ndearnadar firinne.
8. Agus a dubhairt hilciah an tárd-
shagart ré Saphan an scribhneoir, fuair
mé leabhar an dlighe a tTigh an Tighearna;
agus thug hilciah an leabhar go Saphan,
agus do leigh sé é.
9. Agus táinic Saphan an scri-
bhneoir gus an Righ, ⁊ thug scéula chum
an Righ a ris, agus a dubhairt, do chruin-
nigheadar do serbhisigh an tairgiod fuith
annsa tigh, agus tugadar é a láimh
na druinge atá ag déanamh na hoibre,
agá bhfuil furfeuchain ós cionn tighe an
Tighearna.
10. Agus do thaisbein Saphan an
scribhneoir don Righ, gha rádh, thug
hilciah an sagart leabhar dhamhsa:
agus do léigh Saphan é a lathair an
Righ.
11. Agus tárla a nuair do chuala
an Righ briathra leabhair an dlighe, gur
bris sé a éadach.
12. Agus dfuagair an Righ do hil-
ciah an sagart, agus do Ahicam
mac Saphan, agus do Achbor mac
Michaiah, agus do Shaphan an scri-
bhneoir, agus do Asahiah serbhiseach
don Righ, dá rádh,
13. Eirgidhe, fiafruighidh don Ti-
ghearna air mo shonsa, agus ar son an
bpobail,

podail, agus ar son Iúdah uile, a
ttaoḃ briaṫar an leabhairsi do friṫ:
óir is mór fearg an Tighearna atá ar
na haiṫriḃ ar naġaidh, do bríġ nár
umhluiġeadar an naiṫre do ḃriaṫraibh
an leabhairsi, do ḋénam a nuile neiṫe
dá bfuil sgriobṫa dar ttaoiḃ.

14. Iar sin do ċuaidh Hilciah
an sagart, agus Ahicam, agus Achbor,
agus Saphan, agus Asahiah
go Huldah an banfáiġ, bean Shallum
mic Ticbah mic Harhas, fear coimeáda
na néudaiġeaḋ, (anois do comnuiġ
sí an Ierusalem an sa ċoláiste) agus
do labradar ría.

15. Agus a dubhairt sisi riu, is
marso a deir an Tighearna Dia Israel,
innsiḋ don duine do ċuir ċugamsa
sibh.

16. Is marso a deir an Tighearna,
féuċ, do ḃéura mé olc ar a náitsi,
agus ar a háitreaḃaiḃ, uile briaṫra
an leaḃair do léiġ Riġ Iúdah.

17. Do bríġ gur ṫréigeadar mé,
agus gur loisgeadar tuis do ḋeeiḃ
oile, ċor go mbrosduiġeadis misi ċum
feirge le huile oibreaċa a lám: uime sin
lasfuiḋ mfearg a naġaidh na háitesi,
agus ni múċfuiġtear í.

18. Acht re Riġ Iúdah, noċ do
ċuir sibhsi dfiafruiġe don Tighearna,
is marso a déarṫaoi ris, is marso
a deir an Tighearna Dia Israel a
ttaoḃ na mbriathar do chúaluidh
tú;

19. Do bríġ go raiḃ do ċroiḋe
mōṫ, agus gur umhluiġ tú tú féin
a laṫair an Tighearna, a nuair do ċuala
tú cred do laḃair misi a naġaidh na
háitesi, agus a naġaidh a háitreabhach,
go mbéidis na bfásaċ, agus
na mallaċuin, agus gur réub tú
héudach, agus gur ġuil tú am fiadhnuise,
do ċuala misi mar an gcéadna
tú, a deir an Tighearna.

20. Féuch, ar a nadhbharsin cruinneoċadsa
tú a bfoċair haiṫreaḋ, agus
cruinneoċar ċum huaiġe tú go
síoṫċánta, agus ni faicfid do súile
an lán uile do ḃéarus mé ar a náitsi.

Agus tugadar sgéula a ris ċum an
Riġ.

---

# CAIB. 23.

Agus do * ċuir an Riġ fios
amach, agus do ċruinniġeadar
ċuige sinnsir Iúdah
uile agus Ierusalem.

2. Agus do ċuaidh an Riġ suas
go tiġ an Tighearna, agus daoine
Iúdah uile, agus uile áitreabhuiġ Ierusalem
maille ris, agus na sagairt,
agus na fáiġe, agus an pobal uile,
beag agus mór: agus do léiġ sé
iona ccluasaiḃ, uile briaṫra leabhair
an ċuṁanta, noċ friṫ a ttiġ an
Tighearna.

3. Agus do ṡeas an Riġ ag piléur,
agus do riṅe sé cunnradh a laṫair an
Tighearna do siubal a ndiáiġ an Tighearna,
agus a aiṫeanta, agus a fiadhnuise,
agus a reaċta do ċoiméud
maille ré na nuile ċroiḋe, agus re
na nuile anum, ċum briaṫra an ċuṁantasa
do ċoimlionaḋ, noċ do bhi
sgriobṫa an sa leabharso: agus do
ṡeasadar an pobal uile air an ccunnradh.

4. Agus do aiṫin an Riġ do Hilciah
an tárdṡagart, agus do ṡagartaiḃ
an dara huird, agus do
ċoiméudaiḃ an doruis, na huile ṡoiṫiġe
do rinneaḋ do Bhaal, agus don ġarrán,
agus do ṡlúaġ neimhe uile, do
ṫabhairt amaċ as tempall an Tighearna,
agus do loisg sé iad táoḃ amuiċ do
Ierusalem a macairiḃ Cidron, agus
rug a luaiṫ leis go Betel.

5. Agus do ċuir sé sios na sagairt
iodhlaḋanta, noċ do órduiġeadar
Riġṫe Iúdah do losgaḋ tuise an sna
háitiḃ árda a ccaiṫreaċaiḃ Iúdah, agus

* 2 Chron. 34. 30.

* Caib. 21

agus ann na háitibh ba ccuairt timchioll
Ierusalem: an mhuintir fós do loisgeadh
tuis do Bhaal, ⁊ don ghrein, don
ghealaigh, agus do na plainédaibh, agus
do shluagh neimhe uile.
6. Agus tug sé amach* an garrán  Caib. 21. 7.
ó tigh an Tighearna, taobh amuigh do
Ierusalem go habhainn Cidron, agus do
loisg ag abhainn Cidron é, agus do rinne
luaithreadh dhe, agus do chaith an luaithreadh
ar uaighibh cloinne an pobail.
7. Agus do bhris sé síos tighe na
Sodomiteach, noch do bhí láimh re tigh an
Tighearna, mar a ndénadh na mná fi-
gheacháin don gharrán.
8. Agus tug sé na sagairt uile as
caithreachaibh Iúdah, agus do shalaigh na
háite árda mar a loisgeadh na sa-
gairt tuis, ó Gheba go Beersheba, agus
do bhris síos na háite árda na ngeatadh
do bhí a ndul a steach gheata Iosua,
uachtarán na caithreach, noch do bhí ar an
láimh chlé do gheata na caithreach:
9. Giodhedh ní tangadar sagairt na
náite árd suas go haltóir an Ti-
ghearna ann Ierusalem, acht a dubhradar
don arán gan laibhin a measg a ndear-
bhraithreach.
10. Agus do thruailligh sé Tophet,
noch atá a ngleann cloinne Hinnom, ionnus
nach budh éidir le héanduine a thabhairt
a mhac nó ar a inghin dul trid an
tteine go Molech.
11. Agus rug sé leis na heich tu-
gadar Righthe Iúdah don ghréin a
ndul a steach tighe an Tighearna, láimh
re seómra Natan-melech an seom-
radóir, noch do bhí san bhaile amuigh,
agus do loisg sé carbaid na gréine
le teine.
12. Agus na haltóra do bhí air mhu-
lach seómra uachtarach Achas, noch do
rinneadar Righthe Iúdah, agus na haltó-  Caib. 21. 5.
ra do rinne* Manasseh an dá chúirt
tighe an Tighearna, do réub an Righ, agus
do bhris síos as sin iad, agus do chaith
a luaithreadh a nabhainn Cidron.
13. Agus do mhill an Righ na háite
árda do bhí as coinne Ierusalem, noch do
bhí ar an láimh dheis do shliabh an truaill-
lighthe, noch do rinne* Solamh Righ Israel  1 Riogh. 11. 7.
do Astoret, adhfuathmhar na Sido-
nianach, agus do Chemos adhfuathmhar
na Moabiteach, agus do Mhilchom
adhfuathmhar cloinne Ammon.
14. Agus do bhris sé na híomháighe
a mbloidhibh, agus do ghearr sé síos na
garráin, agus do líon sé a náite do
chnámhaibh daoine.
15. Tuilleadh fós, a naltóir do bhí a
mBetel, agus a náit árd do rinne Iero-
boam mac Nebat, noch tug ar Israel
peacughadh, a naltóir áran agus a náit
árd do bhris sé síos, agus do loisg
a náit árd, agus do rinne luaithreadh di,
agus do loisg an garrán.
16. Agus mar do iompóig Iosiah
é féin, do chonnairc sé na tuamadha do
bhí ann sin ann sa tsliabh, agus do chuir
síos agus do thóg na cnámha amach as
na huaighibh, agus do loisg ár an al-
tóir iad, agus do thruaill í* do réir  1 Riogh. 13. 2.
bhréithre an Tighearna, noch do fhuagair
óglach Dé noch do réumhráidh na bria-
thra sa.
17. Ann sin a dubhairt sé, cread é an
tiodal sin do chím? agus do innsiodar
muintir na caithreach, sé so tuama
óglaich Dé, noch táinic ó Iúdah,
agus do fhuagair na neithe si do rinne tusa
a nagaidh altóra Bhetel.
18. Agus a dubhairt seision, léigidh
dó, ná corruigheadh duine ar bith a chná-
ma: mar sin do léigeadar dá chnámhaibh
uatha maille re cnámhaibh an fháidh tái-
nic ó Shamária.
19. Agus mar an gcéadna tighthe
na náite árd uile do bhí a ccaithre-
chaibh Shamária, noch do rinneadar Righthe
Israel do bhrostughadh an Tighearna chum
feirge, do chuir Iosiah as iad, agus
do rinne sé riú do réir a nuile gnímh do
rinne sé a mBetel.
20. Agus do mharbh sé sagairt na
náite árd uile, do bhí ann sin, ar na
haltóraibh, agus do loisg sé cnámha
daoine orra, agus dfill sé go Hie-
rusalem.
21. Agus do aithin an Righ don po-
bal uile, ga rádh, * Coimeudaigh  2 Crain. 35. 1.
an  1 Esdr. 1. 1.

*Exod. 12. 3 Deut. 16. 2

an Cháisg do bhur dTighearna Dia, *
mar atá sgríobhtha ann sa leabhar an
chunnartha.
22. Go deimhin níor coimhédadh a léi-
theid sin do Cháisg ó laethibh na mbrei-
theamh do rinne breitheamhnus ar Israel,
nó an fead uile laethe Riogh Israel,
nó Riogh Iúdah.
23. Acht ann sa ochtmhadh bliadhain
déug don Righ Iosiah, ann ar congmhadh
an Cháisg si don Tighearna ann Ieru-
salem.
24. Tuilleadh fós, na leanáin sídhe,
agus an lucht fáistine, agus na hío-
mháighe, agus na híodhail, agus gach
uile adhuathmhaireacht do frítheadh a ttír Iú-
dah, agus ann Ierusalem, do chuir
Iosiah ar ccúl iad, chor go ccoimhlíonfadh
sé briathra an dlighe, noch do bhí sgrí-
obhtha ann sa leabhar do fuair Hilciah an
sagart a ttigh an Tighearna.

*Lebhit. 20. 27. Deut. 18. 11.

25. Agus ní raibh Righ cosmhuil
ris roimhe, do iompóigh chum an Tighear-
na maille ré na uile chroidhe, agus
le na uile anum, agus le na uile
neart, do réir dlighe Mhaoise uile,
agus níor éirigh éinneach na dhiaigh
cosmhuil ris.
26. Gidheadh níor fhill an Tighearna
ó chuthach a feirge móire, le ar las-
nadh a fheirg a naghaidh Iúdah, tré mheud
an bhrosnaighthe ler bhrosnuigh Manas-
seh é.
27. Agus a dubhairt an Tighearna,
atarraochaidh mé Iúdah fós mar do
atarrnuigh mé Israel; agus teilgfe-
mé uaim an chathair si Ierusalem, noch
do thogh mé, agus an tigh a ndubhairt
mé go mbeith * m'ainm ann.

*1 Riogh. 8. & 21. 7. 29. & 9. 3.

28. Anois an chuid oile do ghníomh-
ruibh Iosiah, agus a ndearna sé uile,
nach bhfuilid siad sgríobhtha a leabhar
chroinice Riogh Iúdah?
29. Iona laethibh sion do chuaidh Phá-
rao-Nechoh Righ na hÉgipte suas a
naghaidh Righ na hAssiria go nuige
an sruth Euphrates: agus do chuaidh
an Righ Iosiah iona aghaidh, agus do
mharbh seision é a Megiddo, a nuair do
chonnairc sé é.

*2 Croin. 35. 20.

30. Agus rugadar a mhuintir
leo é a ccarbad marbh ó Mhegiddo,
agus tugadar go hIerusalem é, a-
gus do adhlaiceadar é iona tuama
féin: agus do ghlacadar daóine
na tíre * Iehoahas mac Iosiah, a-
gus do ungadar é, agus do rinne-
dar Righ de a náit a athar.

*2 Croin. 36. 1.

31. Do bhí Iehoahas trí bliadhna
fichead daóis a nuair do thosaigh sé
a ríghe, agus do bhí na Righ trí mí
ann Ierusalem: agus do b'é ainm a
mhathar Hammutal, inghean Ieremiah ó
Libnah.
32. Agus do rinne sé an ní dob
olc a radharc an Tighearna, do réir
gach a ndearnadar a aithre.
33. Agus do chuir Pharao-Nec-
hoh a ccuibhreach é a Riblah a ttír
Hamath, chor nach biadh na Righ ann
Ierusalem, agus do chuir an tír fá
chánachas chéud tallann airgid, agus tal-
lann óir.
34. Agus do rinne Pharao-Nec-
hoh Righ do Eliacim mac Iosiah a
náit Iosiah a athar, agus thug * Ie-
hoiacim dainm air, agus rug Iehoahas
leis; agus táinic don Négipt, agus
déug sé ann sin.

*Math. 1. 11.

35. Agus tug Iehoiacim an tair-
giod agus an tór do Pharao, a-
gus do rinne geardhadh air a tír, dioc
a nairgid do réir aithne Pharao: do
thobhaigh sé an tairgiod agus an tór
ar mhuintir na tíre, ar gach uile
duine do réir a ghearrtha, ré tabhairt do
Pharao-Nechoh.
36. Do bhí Iehoiacim cúig bliadhna
fichead daóis a nuair do thosaigh a
ríghe, agus do bhí na Righ sin bliadhain
déug ann Ierusalem: agus do b'é
ainm a mhathar Sebudah inghean Phe-
daiah ó Rumah.
37. Agus do rinne sé an ní fa
holc a radharc an Tighearna, do réir
gach a ndearnadar a aithre.

## CAIB. 24.

Ona láethibhsion ṫáinic Nebuchadnessar Riġ na Babilóine súas, agus iar mbeiṫ do Iehoiacim na ṡerbhḟoġantuiġ dó an feadh trí mbliadan, ansin do iompóig sé, agus do ċuáidh a ccogadh na aġaidh.

2. Agus do ċuir an Tiġearna buine do na Moabiteaċaibh, agus buine do ċloinn Ammon; agus do ċuir sé iad a naġaidh Iúdah dá sgrios, do réir * bréiṫre an Tiġearna, noċ do labhair sé tre na ṡerbhḟoġantuibh na fáiġe.

3. Go deimin is lé haiṫne an Tiġearna ṫáinic so ar Iúdah, dá naṫarrach ás a radharc ar son ṗecaidh Mhanasseh do réir a nuile ni dá ndearna sé.

4. Agus mar an gcédna ar son na fola neimċiontuiġ, noċ do ḋóirt sé, (óir do lión sé Ierusalem le fuil neimċiontuiġ) naċ maiṫfeaḋ an Tiġearna.

5. Anois an ċuid oile do ġníomuibh Iehoiacim, agus a nuile ni dá ndearna sé, naċ bfuilid siad sgríobṫa a leabhar croinice Riog Iúdah?

6. Mar sin do ċodail Iehoiacim a bfoċair a aiṫreaḋ, agus do bí Iehoiachin a ṁac na Riġ na áit.

7. Agus ni ṫáinic Riġ na hÉgipte a ris níos mó as a ṫír féin; óir do ġab Riġ na Babilóine ó ṡruṫ na hÉgipte go nuige a nabhainn Euphrátes an méid do ġab le Riġ na hÉgipte.

8. Do bí Iehoiachin os mbliadna déug daóis a nuair do ṫosuiġ a riġe, agus do bí na Riġ an Ierusalem trí mí: agus do bé ainm a ṁaṫar Nehusta ingean Elnatan ó Ierusalem.

9. Agus do rinne sé an ni fa holc a radharc an Tiġearna, do réir a nuile ni dá ndearnuidh a aiṫre.

10. * Ansa namsa ṫangadar muinntir Nebuchadnessar Riġ na Babilóine súas a naġaidh Ierusalem, agus do ċuiredar sluáġ timċioll ar an ccaṫruiġ.

11. Agus ṫáinic Nebuchadnessar Riġ na Babilóine a naġaidh na caṫrach, agus do ġluaiś a muinntir na bun.

12. Agus do ċuáidh Iehoiachin Riġ Iúdah amaċ ċum Riġ na Babilóine, é féin, agus a ṁaṫair, agus a ṗrionsadha, agus a oifigiḋ, agus do ġab Riġ na Babilóine é ansa nochtmadh bliadhain dá riġe.

13. * Agus rug sé leis as sin ionnmus ṫiġe an Tiġearna uile, agus ionnmus ṫiġe an Riġ, agus do ġearr sé na mbloduibh a nuile soiṫeach óir do rinne Solam Riġ Israel a dteampall an Tiġearna, mar a dubhairt an Tiġearna.

14. Agus do rug sé Ierusalem uile leis, agus na prionnsadha uile, agus a nuile duine árrachta a ngaisgiḋ, eadhon deiċ míle bráiġe, agus an lucht ceirde uile, agus na gaibne: níor ḟan duine, acht an lucht budh boiċte.

15. Agus * rug sé Iehoiachin leis don Bhabilóin, agus maṫair an Riġ, agus mná an Riġ, agus oifigiḋ, agus cumasguiġ na tíre, rug sé iad sin leis a mbraiġdionus ó Ierusalem don Bhabilóin.

16. Agus a nuile duine cumasach, seaċt míle fear, agus lucht ceirde agus gaibne míle; gaċ a raibh láidir abuidh ċum cogaidh, rug Riġ na Babilóine leis iad a láim don Bhabilóin.

17. Agus do rinne * Riġ na Babilóine Riġ do Mhattaniah dearbhraṫair a aṫar iona áit, agus do aṫruiġ sé a ainm go Sedeciah.

18. Do bí Sedeciah bliadhain agus fiċe daóis a nuair do ṫosuiġ sé a riġe, agus do bí sé na Riġ aon bliadhain déug an Ierusalem: agus

* Caib. 20. 17. & 23. 27.

* Dan. 1. 1.

* Caib. 20. 17. Isai. 39. 6.

* 2 Croin. 36. 10. Ester. 2. 6.

* Ier. 37. 1. & 52. 1.

do bē ainm a mátar hamutal ingen Ie-
remiah ó Libnah.
19. Agus do rinne sé an ni fa holc
a radharc an Tighearna a do réir gach
ainneite dá ndearnaigh Iehoiachim.
20. Oir is tré fearg an Tighearna
táinic sin a ccrich ar Ierusalem agus
ar Iúdah, nó gur theilg sé amach as
a radharc iad, gor éirigh Sedeciah a
ccogadh a nagaidh Righ na Babilóine.

## CAIB. 25.

* Jer. 39.1 & 52. 4. AGus tárla ansa * naomhadh
bliadhain dá rioghachd, ansa
deicmhadh mí, ar an deicmhadh
lá don mhí, go ttáinic Ne-
buchadnessar Righ na Babilóine, é
féin agus a shluagh uile a nagaidh Ieru-
salem, agus do shuigh sé a shluágh na
bun, agus do rinnsedar ptuirt na haghaidh
timchioll fa ccuairt.
2. Agus do bádar a mbun na cai-
threach, nó go ttáinic an taonmhadh blia-
dhan déag do righe Shedeciah.
* Jer. 52. 6. 3. Agus ar an naomhadh lá don *
ceathramhadh mí do bhuadhaigh an gorta
ansa ccathraigh, agus ni raibh ingreim
aráin ag muintir na tíre.
4. Agus do brisedh an cathair súas,
agus do theithedar a raibh do lucht co-
gaidh innte san noidhche a slighe an gheata,
eidir an dá balla, noch atá láimh ré
gáirdin an Righ (anois do bádar na
Caildeánaigh a nagaidh na caithreach tim-
chioll fa ccuairt) agus imthigh an Righ
ansa tslighe leathrais an réigh.
5. Agus do leanadar sluágh na
gCaildeánach a ndiaigh an Righ, agus
rugadar air a réidhtibh Iericho, agus
do bhí a shluagh uile sgaoilte
uadh.
6. Mar sin do ghabhadar an Righ, 7
rugadar súas go Righ na Babilóine é
go Riblah, 7 rugadar breitheamhnus air.
7. Agus do marbhadar mic Shede-
ciah as coinne a shúl, agus do bhena-
dar a shúile as Sedeciah, agus do
cheangladar é le boltaighibh prais, agus
rugadar leó don Bhabilóin é.
8. Agus ansa ccúigeadh mí, ar a
sechtmhadh lá don mhí (noch ar bhí sin an
naomhadh bliadhain déug do Nebuchad-
nessar Righ na Babilóine) táinic Ne-
busar-adan caiptín an gharda searbhfo-
ghantaigh do Righ na Babilóine go hIeru-
salem.
9. Agus do loisg sé tigh an Ti-
ghearna, agus tigh an Righ, agus tigh-
the Ierusalem uile, agus tigh gach fir-
duine mhóir do loisg sé le teine.
10. Agus sluágh na cCaildeánach
uile do bhí a bhfochair caiptín an gharda do
brisedar siós balladha Ierusalem tim-
chioll fa ccuairt.
11. Anois an chuid oile do na dhaoi-
nibh do fágbhadh ansa ccathraigh, agus
na teitheamhnaigh dimthigh rompa go Righ na
Babilóine, maille ré fuighioll an phobuil,
do rug Nebusar-adan caiptín an ghar-
da leis iad.
12. Acht d'fág caiptín an gharda
cuid do bhochtaibh na tíre do bheith ag de-
sughadh fíneamhna, agus na lucht sáothair.
13. Agus do brisedar na Cailde-
ánaigh a mblodhaibh na * piléir phrais do bhí * Caib. 20. 17. Jer. 27. 22.
a ttigh an Tighearna, agus na bhássaidhe,
agus a nfairrge phrais do bhí a ttigh an
Tighearna, agus rugadar a bprás leó
don Bhabilóin.
14. Agus rugadar leó na pota-
dha, agus na sluaisde, agus na
glantóirigh, agus na liacha, agus na
huile soithighe prais le bhfriothólaidis.
15. Agus rug caiptín an gharda
leis na hoighne griosaidh, agus na
bulladha, agus gach a ndearnadh d'ór,
agus d'airgiod.
16. An dá piléir, a nfairrge, agus
na bhássadha, noch do rinne Solamh do thigh
an Tighearna, ni raibh coimse ar phrás
na soitheach uile.
17. * Do bē áirde aon piléir amháin os * 1 Riogh. 7. 15. Jer. 52. 21.
ccubaidh

ccubaid déug, agus budh prás an
clúdadh do bhí air: agus do bhé áirde
an chlúdaigh trí cubaid, agus do bhí
an líonobair fighte, agus an pomgra-
nat ar an gceann timchioll fa c cuairt,
uile do phrás: agus do bhí a leitéid so
air an dara pillér gun a obair fighte.
18. Agus do ghabh caiptín an gár-
da Seraiah an tárdsagart, agus
Sephaniah an dara sagart, agus
triúr coimhéudaigh an doruis.
19. Agus rug sé leis as an gcath-
raigh oifigech do cuireadh ós cionn an
luchd cogaidh, agus cúigear do na daoi-
nibh do bhiodh a láthair an Righ, noch frith
annsa ccathraigh, agus scribhneóir prin-
siopalta an tsloigh, noch do ainmnigheadh
daoine na tíre, ┐ trí fichid fear do mhuin-
tir na tíre frith annsa ccathraigh.
20. Agus do ghlac Nebusaradan caiptín an ghárda iad so, a-
gus tug leis iad go Righ na babi-
lóine go Riblah.
21. Agus do bhuáil Righ na ba-
bilóine iad, agus do mharbh sé iad
ann Riblah a ttír Hamat; mar sin
rugadh Iúdah ar siubal as a ttír
féin.
*Iere. 40. 5. 22. Agus * ar son na ndaoine
dfan a ttír Iúdah, noch do fág Ne-
bucadnessar Righ na babilóine, ós a
ccionn sin fós dórduigh sé Gedaliah
mac Ahicam mic Saphan na uachdarán.
23. Agus an tan do chualadar *
*Iere. 4. 7. caiptínigh na slógh uile, iad féin agus
a muintir, go ndearna Righ na babilóine
uachdarán do Ghedaliah, tangadar
chum Gedaliah go Mispah, eadhon Ismael
mac Netaniah, agus Iohanan mac
Careah, agus Seraiah mac Tanhumet
an Netophatitech, agus Iaasaniah

mac an Mhaachatitigh, iad féin agus
a ndaoine.
24. Agus do mhionnaigh Gedaliah
dóibh, agus dá ndaoinibh, agus a du-
bhairt riu, ná bíodh eagla orraibh beith búr
seirbhfoghantaigh ag na Cailldeánachaibh:
áitighidh annsa bhfearann, agus freasta-
laigh Righ na babilóine, agus rachaidh
go maith dáoibh.
25. Agus tárla annsa seachtmadh
mí go ttáinic Ismael mac Netaniah Iere. 41. 2.
mic Elisama don tsíol ríógha, agus
deichneabhar fear leis, agus do * buáil
sé Gedaliah, gur éug sé, agus na
Iúduighe agus na Cailldeanaigh do bhí na
focair a Mispah.
26. Agus do éirigheadar an pobal
uile eidir beag agus mór, agus caip-
tínigh na slógh, agus do chuadar don
Négipt: óir do bhí eagla na Ccailldeá-
nach orra.
27. Agus tárla an seachtmhadh blia-
dhain déug ar fichid do príosúnacht Ie-
hoiachin Righ Iúdah, annsa dara mí
déug, ar an seachtmadh lá fichiod don
mí, gur tóg Evilmerodach Righ na
babilóine annsa bhliadhain ar thosaigh
a righe, ceann Iehoiachin súas as prí-
osún.
28. Agus do labhair sé go caoinbhéul-
ta ris, agus do chuir a chathaóir
ríogha ós cionn chathaóireach Righthe
oile, do bhí na focair a Mbabilóin.
29. Agus do athraigh sé a chulaidh
phriosúntacha, agus a duaigh sé a-
rán dá láthair do ghnáth ar feadh uile
láethe a bheatha.
30. Agus bá hé a bheatha, beatha do
hórdaigheadh dó go gnáthach ón Righ,
cuid laéthamhail a naghaidh gach laói,
ar feadh uile láethe a bheatha.

# AN CHEUD LEABHAR DO NA CROINICLIBH.

## CAIB. I.

ADham, * Set, Enos, (*Gen.5.39.)
2. Cenan, Mahalaleel,
Iered,
3. Henoch, Matuselah,
Lamech,
4. Noah, Sem, Ham, agus Ia-
phet.
5. * Mic Iaphet; Gomer, agus (*Gen.10,2.)
Magog, agus Madai, agus Iaban,
agus Tubal, agus Meshech, agus
Tiras.
6. Agus mic Ghomer; Aschenas,
agus Riphat, agus Togarmah.
7. Agus mic Iaban; Elisa, agus
Tarsis, Cittim, agus Dodanim.
8. Mic Ham; Cus, agus Misraim,
Put, agus Canaan.
9. Agus mic Chus; Seba, agus
Habilah, agus Sabta, agus Raamah,
agus Sabtecha: agus mic Raamah;
Seba, agus Dedan.
10. Agus do ġin Cus * Nimrod: (*Gen,10.8.)
do tosaiġ sé ar a ḃeiṫ cumasach ar
an ttalum.
11. Agus do ġin Misraim Ludim,
7 Anamim, 7 Lehabim, agus Naphtuhim,
12. Agus Patrusim, agus Cas-
luhim, (ó ttangadar na Philisti-
niġ) agus * Caphtorim. (*Deut.2,23.)
13. Agus do ġin Canaan Sidon, a
ċéidġin, agus Het,
14. An Iebusitech mar an gcéona,
agus an Tamoritech, agus an Gir-
gasitech.
15. Agus an Hibitech, agus Tar-
citeċ, agus an Sinitech,
16. Agus an Tarbaditeċ, agus
an Semaritech, agus an Hamatiteċ.
17. Mic * Sheim; Elam, agus (*Gen.10,22. & 11,10.)
Asur, agus Arphaxad, agus Lud,
agus Aram, agus Us, agus Hul,
agus Geter, agus Meshech.
18. Agus do ġin Arphaxad Selah,
agus do ġin Selah Eber.
19. Agus rugad dias mac do
Eber: dob é ainm aoin diob Peleg (do
ḃriġ gurob an iona laetib do roinneadh an
talamh) agus do bé ainm a dhearbhra-
tar Ioctan.
20. Agus do ġin * Ioctan Almo- (*Gen.10.26.)
dad, agus Seleph, agus Hasarma-
bet, agus Ierah,
21. Hadoram mar an gcéona, agus
Usal, agus Diclah.
22. Agus Ebal, agus Abimael,
agus Seba,
23. Agus Ophir, agus Habilah,
agus Iobab: dob iad so uile mic Ioct-
an.
24. Sem, * Arphaxad, Selah, (*Luc.3.36.)
25. Eber, * Peleg, Reu, (*Gen.11,15.)
26. Serug, Nahor, Terah,
27. Abram, * sé sin Abraham. (*Gen.21,2,3.)
28. Mic Abraham, * Isaac agus * (*Gen.17,5. *Gen.16,11.)
Ismael.
29. Siadso a ngineluiġ: * céidġin (*Gen.25,13,17.)
Ismael Nebaiot, annsin Cedar, agus
Adbeel, agus Mibsam.
30. Misma, agus Duma, Massa,
Hadad, agus Tema,
31. Ietur, Naphis, agus Cedemah.
Is iad so mic Ismael.
32. Anois mic Cheturah, leannán
Abraham:

Abraham: rug sí Simran, agus Ioc-
san, agus Medan, agus Midian, a-
gus Isbac, agus Suah. Agus mic
Iocsan; Seba, agus Dedan.
33. Agus mic Midian; Ephah,
agus Ephar, agus Henoch, agus A-
bida, agus Eldaah: mic Chetú-
rah iadso uile.
34. Agus do ghin Abraham Isaac:
mic Isaac; Esau agus Israel.
*Gen. 36. 9. 10. 35. Mic Esau; * Eliphas, Re-
bhel, agus Ieus, agus Iaalam, agus
Córah.
36. Mic Eliphas; Teman, agus
Omar, Sephi, agus Gatam, Cenas,
agus Timnah, agus Amalec.
37. Mic Rebel; Nahat, Serah, Sam-
mah, agus Missah.
38. Agus mic Seir: Lotan, agus
Sobal, agus Sibeon, agus Anah, a-
gus Dison, agus Eser, agus Di-
san.
39. Agus mic Lotan; Hóri, agus
Homam: agus do bi Timna deirbhsiur
Lótan.
40. Mic Shóbal; Alian, agus Má-
nahat, agus Ebal, agus Séphi, a-
gus Onam: agus dob iad mic Shibe-
on; Aiah, agus Anah.
*Gen. 36. 25. 41. Mic Anah; * Dison: agus
mic Dhison; Amran, agus Esban, agus
Ithran, agus Cheran.
42. Mic Eser; Bilhan, agus Sa-
ban, agus Iacan: mic Dhisan; Us, a-
gus Aran.
*Gen. 36. 31. 43. Anois a siadso na * Righthe
do rioghaigh a ndúithche Edom, sul do
rioghaigh Righ ar bith ós cionn chloinne Is-
rael; Bela mac Beor: agus do bé
ainm a chaithreach Dinhabah.
44. Agus a nuáir do éug Béla,
do rioghaigh Iobab mac Serah ó Bhos-
rah iona áit.
45. Agus a nuáir do éug Iobab,
do rioghaigh Husam ó tir na Ttema-
niteach iona áit.
46. Agus a nuáir do éug Hu-
sam, do rioghaigh Hadad mac Bedad
iona áit, noch do bhuail Midian a ma-
chaire Moab: agus do bé ainm
a chaithreach Abhit.
47. Agus a nuag do éug Há-
dad, do rioghaigh Samlah ó Mhas-
recah iona áit.
48. Agus a nuag do éug Samlah,
do rioghaigh Seaul ó Rehobot ó na *Gen. 36. 37.
habhanna, iona áit.
49. Agus a nuáir do éug Seaul,
do rioghaigh Baal-hanan mac Achbor
iona áit.
50. Agus a nuáir do éug Baal-
hanan, do rioghaigh Hádad iona áit:
agus do bé ainm a chaithreach Pai: a-
gus do bé ainm a mná Mehetabel in-
gen Matred, ingen Mhesahab.
51. Déug Hadad mar an gcedna.
Agus dob iad so * Diúcaidhe Edom: *Gen. 36. 40.
Diúce Timnah, Diúce Aliah, Diúce
Ietet,
52. Diúce Aholibamah, Diúce
Elah, Diúce Pinon,
53. Diúce Cenas, Diúce Teman,
Diúce Mibsar,
54. Diúce Magdiel, Diúce Iram:
is iad so Diúcaidhe Edom.

## CAIB. 2.

S iadso clann Israel, * Reu- * Gen 29. 32.
bin, Simeon, Lebi, ⁊ Iúdah, & 30. 5. & 35.
Issachar, agus Sebu- 18. 22 & 46.
lun, 8. &c.
2. Dan, Ioseph, agus
Beniamin, Naphtali, Gad, agus A-
ser.
3. Mic Iúdah; * Er, agus Onan, * Gen. 38. 3.
agus Selah: ingen Shua an * Cana- & 46. 12.
niteach, rug an triur sin dó. Agus * Gen. 38. 2.
do bi Er céadghin Iúdah go holc a
radharc an Tighearna, agus do marbh
sé é.

4. Agus

* Gen. 38.29, 30. Math. 1,3. 4. Agus rug * Tamar, a banchlia-
mhain, Phares, agus Sera dó. Mic Iu-
dah uile bá cúigear iad.
* Rut. 4,18. 5. Mic * Phares Hesron, agus Hamul.
* 1 Riogh. 4. 31. 6. Agus mic Sherah: Simri, * 7
Etan, agus Heman, agus Calcol,
agus Dara: bá cúigear iad so uile.
7. Agus mic Charmi; Achar, fear
buaidheartha Israel, noċ do ṡáruiġ ansa
ni * mallaiġ.
Jos. 6, 19. & 7, 1. 8. Agus mic Etan; Asariah.
9. Mic Hesron mar an gcedna, noċ
do rugadh dó; Ierahmeel, agus Ram,
agus Chelubai.
Ruth 4,19. 10. Agus do ġin * Ram Aminadab:
agus do ġin Aminadab Nahson,
prionnsa ċloinne Iudah;
2 Sam. 16, 6. 11. * Agus do ġin Nahson Salma, 7
do ġin Salma Boas,
12. Agus do ġin Boas Obed, agus
do ġin Obed Iesse,
13. Agus do ġin Iesse a ċéidġin
Eliab, agus Abinadab an dara, agus
Simma an treas mac,
14. Netanael an ceathramhadh, Rad-
dai an cúigeadh mac,
15. Osem an seiseadh, Dáibi an
seaċtmhadh mac.
16. Dob iad a ndeirbhsheathracha sin
Seruiah, agus Abigail; agus mic
Sheruiah, Abisai, agus Ioab, agus
Asahel, triúr.
17. Agus rug Abigail, Amasa:
agus do bé athair Amasa Ieter an
Tismeeliteċ.
18. Agus do ġin Caleb mac Hesron
(clann) as Asuba a bhean, agus as
Ieriot: is iad so a mic: Ieser, So-
bab, agus Ardon.
19. Agus a núair déug Asubah,
ṫug Caleb ċuige Ephrat, noċ rug Hur dó.
20. Agus do ġin Hur Uri, agus
Exod. 31,2. do ġin Uri * Besaleel.
21. Agus na diaiġ sin do ċomhrai-
ḋsin Hesron re hinġin Mhachir athar
Ghilead, noch do pós sé a nuair do bhí
sé trí fichid bliadhan d'aois, agus
rug sí Segub dó.
22. Agus do ġin Segub Iair, agá
rabhadar trí caithreaċa fiċiod a ttír
Ghilead.

23. Agus * do ben sé díobh Gesur, * Uibhir 32, 41. Deut 3,14. Jos. 13, 30.
7 Aram maille re bailtibh Iair maraón
re Cenat gus a bailtibh, eadhon trí
fiċċid caṫrach: budh lé macaibh Mhachir
aṫar Ghilead iad so uile.
24. Agus tar éis Hesron éug a
gCáleb-Ephratah, ansin rug Abiah
bean Hesron dó Asur aṫair Thecoa.
25. Agus mic Ierahmeel céidġin
Hesron; Ram an céad mac, agus Bu-
nah, agus Oren, agus Osem, agus
Ahiah.
26. Do bí ag Ierahmeel mar an
gcéadna bean oile, dar bainm Atarah, do
bí maṫair Onam í.
27. Agus mic Ram, Céidġin Ierah-
meel, dob iad, Maas, agus Iamin, agus
Ecer.
28. Agus dob iad mic Onam; Sam-
mai, agus Iada: agus mic Shammai;
Nadab, agus Abisur.
29. Agus do bé ainm mná Abisur,
Abihail; agus rug sí dó Achban agus
Molid.
30. Agus mic Nadab; Seled, agus
Appaim: as déug Seled gan ċlainn.
31. Agus mic Appaim; Isi: agus
mic Isi; Sesan: agus clann Shesan,
Ahlai.
32. Agus mic Iada dearbhraṫair
Shammai; Ieter, agus Ionatan:
déug Ieter gan ċloinn.
33. Agus mic Ionatan; Pelet agus
Sása: dob iad so mic Ierahmeel.
34. Anois ní raibh mic ar biṫ ag
Sesan, acht inġean: agus do bí searb-
ḟoġantaiġ ag Sesan, Egipteach, dar
bainm Iarha.
35. Agus ṫug Sesan a inġen do
Iarha a ṡearbhḟoġantaiġ, agus rug
sí Attai dó.
36. Agus do ġin Attai Natan,
agus do ġin Natan * Sabad. Caib 11.41.
37. Agus do ġin Sabad Ephlal,
agus do ġin Ephlal Obed,
38. Agus do ġin Obed Iehu,
agus do ġin Iehu Asariah,
39. Agus do ġin Asaria Heles,
agus do ġin Heles Eleasah,
40. Agus do ġin Eleasah Sisa-
mai,

mai, agus do ġin Siramai Sallum.

41. Agus do ġin Sallum Iecamiah, agus do ġin Iecamiah Elisama.

42. Anois dob iad mic Cháleb dearbhraṫar Ierhameel, Mesa a ċéidġin, noch ba aṫair do Siph: agus mic Mharesa aṫair Hebron.

43. Agus mic Hebron; Córah, agus Tappuah, agus Recem, agus Sema.

44. Agus do ġin Sema Raham, aṫair Iorcoam; agus do ġin Recem Sammai.

45. Agus do bé mac Shammai, Maon: agus do bé Maon aṫair Bhetsur.

46. Agus rug Ephah leannán Cháleb, Háran, agus Mósa, agus Gáses: agus do ġin Háran Gáses.

47. Agus mic Iahdai; Regem, agus Iotam, agus Gessan, agus Pelet, ⁊ Ephat, agus Saaph.

48. Rug Maacha leannán Cháleb, Seber, agus Tirhanah.

49. Rug si mar an ccédna Saaph aṫair Mhadmannah, * Séba aṫair Mhachbenah, agus aṫair Ghibeá: agus do bi inġean Chaleb Achsa. *Jos. 15. 17.

50. Dob iadso mic Cháleb mic Hur, céidġin Ephratah; Sobal aṫair Chiriat-iarim,

51. Salma aṫair Bhet-lehem, Hareph aṫair Bhet-gader.

52. Agus do bádar mic ag Sobal, aṫair Chiriat-iarim; Haroch, agus leaṫ na Manahetiteċ.

53. Agus muinntear Chiriat-iarim; na Hitritiġ, agus na Puhitiġ, agus na Sumatitiġ, agus na Misraitiġ; is uadasin tangadar na Sareátitiġ, agus na Hestaulitiġ.

54. Mic Shalma; Bet-lehem, agus na Netophatitiġ, Ataroṫ, tiġ Ioab, agus leaṫ na Manahetitech, na Soritiġ.

55. Agus muinntear na sgribneóiriḋ, noċ do áitiġ an Iabes; na Tiratitigh, na Simeátitiġ, agus na Suchatitiġ: dob iad so na * Cenitiġ, noċ táinic ó Hemat aṫair tiġe * Rechab. *Breith. 1. 16. *Ier. 35. 2.

---

## C A I B. 3.

Anois dob iad so mic Dháibi, noċ do rugadh dó an Hebron, an céidġin * Amnon le Ahinoam an * Tiesreelitec: an dara, Daniel le Abigail, an Carmelitech: *2 Sam. 3. 2. *Jos. 15. 56.

2. An treas (mac) Absolon mac Maacha, inġean Talmai Riġ Gesur: an ceaṫramad, Adoniah mac Haggit:

3. An cúigead, Sephatiah ó Abital: an seiseadh, Itreám le * Eglah a bean. *2 Sam. 3. 5.

4. Rugad an seisiorsa dó an Hebron, agus do bi na Riġ ann sin seaċt mbliadna, agus sé mi: agus do bi na Riġ an Ierusalem triocad agus tri bliadna.

5. * Agus do rugad iadso dó an Ierusalem: Simeá, agus Sóbab, agus Nátan, agus Solam, ceaṫrar le Batsua inġean Ammiel: *2 Sam. 5. 14.

6. Ibbar mar an gcédna, agus Elisama, agus Eliphelet,

7. Agus Nógah, agus Népheg, agus Iaphia,

8. Agus Elisama, agus Eliada, agus Eliphelet, náonmar.

9. Mic Dháibi uile, táob amuiġ do macaib na leannán, agus Támar * a ndeirbhsiúr. *2 Sam. 13. 1.

10. Agus mac Sholaim * Rehoboam, Abia a mac sin, Asa a mac sin, Iehosaphat a mac sin, *1 Riogh. 11. 43. & 15. 6. &c.

11. Ioram a mac sin, Ahasiah a mac sin, Ioas a mac sin,

12. Amasiah a mac sin, Asariah

a ṁac sin, Iótam a ṁac sin,
13. Achas a ṁac sin, Hesecíah
a ṁac sin, Manasseh a ṁac sin,
14. Amon a ṁac sin, Iosiah a ṁac
sin.
15. Agus dob iadsa mic Iósiah:
an ċéidġin Iohanan, an dara Iehoiacim,
an tres Sedeciah, an ceathramhaḋ Sal-
lum.
16. Agus mic * Iehoiacim; Ieco- * Math. 1. 11.
niah a ṁac, Sedeciah a ṁac sin.
17. Agus mic Ieconiah; Assir, * * Math. 1. 12.
Salatiel a ṁac sin.
18. Malchiram mar an ccédna,
agus Pedaiah, agus Senasar, Ie-
camiah, Hosama, agus Nedabiah.
19. Agus dob iad mic Phedaiah;
Serubbabel, agus Simei: agus mic
Sherubbabel; Mesullam, agus Hana-
niah, agus Selomit a ndeirbhsiúr:
20. Agus Hasubah, agus Ohel,
agus Berechiah, agus Hasadiah,
Iusab-hesed, cúigear.
21. Agus mic Hananiah; Pelatiah,
agus Iesaiah: mic Rephaiah, mic Ar-
nan, mic Obadiah, mic Shechaniah.
22. Agus mic Shechaniah; Sema-
iah: agus mic Shemaiah; Hattus,
agus Igeal, agus Bariah, agus Nea-
riah, agus Sapat, seisior.
23. Agus mic Neariah; Elioenai,
agus Hesecíah, agus Asricam,
triúr.
24. Agus dob iad mic Elioenai;
Hadaiah, 7 Eliasib, agus Pelaiah, 7
Accub, agus Iohanan, agus Dalaiah,
agus Anáni, móirseisear.

## Caib. 4.


Gen 38. 29, & 46, 12.
Mic Iúdah: * Pháres, Hes-
ron, agus Carmi, agus
Hur, agus Sóbal.
2. Agus do ġin Reaiah
mac Sóbal, Iahat; agus
do ġin Iahat, Ahumai agus Lahad:
is iadsa muintir na Sorathitech.
3. Agus do badar so ó athar Etam:
Iesreel, agus Isma, agus Idbas:
agus dob é ainm a ndeirbhséthar
Hazelelponi.
4. Agus Penuel athair Ghedor,
agus Eser athair Hussah: is iad so
mic Hur, céidġin Ephratah, athair
Bhetlehem.
5. Agus * do badar dias ban ag Caib. 2. 24.
Assur athair Thecoa, Helah agus Naa-
rah.
6. Agus rug Naarah Ahusam dó,
agus Hepher, agus Temeni, agus
Haashtari; dob iad so mic Naarah.
7. Agus dob iad mic Helah,
Seret, agus Iesoar, agus Etnan.
8. Agus do ġein Cos Anub, agus
Sobebah, agus muintera Aharhel,
mic Harum.
9. Agus do bud onóraiġe Iábes ná
a dearbhraithre: agus tug a ṁathair
Iábes dainm air, ga rád, do briġ go
rug mé maille re doilġios é.
10. Agus do ġoir Iábes ar Dhia
Israel, ga rád, uċ nać beannuiġeann tú
misi dá ririb, agus mo ṫeórann dfar-
singuġaḋ agus go mbeith do láṁ liom,
agus go ccoiṁdeochthá ar olc mé, chor
nach goillfeaḋ sé orum. Agus do áon-
tuiġ Dia dó an ni diarr sé.
11. Agus Chelub dearbhrathair Shuah
do ġein sé Mehir, noċ dob athair do
Eston.
12. Agus do ġein Eston Bet-ra-
pha, agus Paseah, agus Tehinnah,
athair Ir-nahas: siad so fir Rechah.
13. Agus mic Chenas: Otniel,
agus Seraiah: 7 mic Otniel; Há-
tat.
14. Agus do ġein Meonotai,
Ophrah: agus do ġein Seraiah, Ioab,
athair [ áitrebach ] ġlinne Charasim: óir
bá lucht ceirde iad.
15. Agus mic Cháleb mic Iephu-
neh; Iru, Elah, agus Naam: agus
mic Elah, eadhon Cenas.
16. Agus mic Iehaleleel; Ziph,
agus Ziphah, Tiria, agus Asa-
reel.

17. Agus

17. Agus dob iad mic Esra; Ieter,
agus Mered, agus Epher, agus
Ialon: agus rug si Miriam, agus
Sammai, agus Isbah, athair Estemoa.
18. Agus rug a bhen Iehudiah,
Iered, athair Ghedor, agus Heber a-
thair Shocho, agus Iecutiel athair Sha-
noah: agus is iad so mic bhit-
iah, ingen Pháraoh, noch rug Mered.
19. Agus mic a mná Hódiah, dein-
bsiur Naham, athair Cheilah an Gar-
mitech, agus Estemoa an Maacha-
titech.
20. Agus dob iad mic Shimoin;
Amnon, agus Rinnah, Ben-hanan, a-
gus Tilon: agus dob iad mic Isi;
Soher, agus Ben-soher.
Gen.38.1.5. 21. Dob iad mic * Shélah mic Iu-
dah; Er, athair Lecah, agus Laadah
athair Maresah, agus muintera tighe
na droinge do oibrigh linéadach finealta,
do thigh Asbea,
22. Agus Iocim, agus muintir
Chozeba, agus Ioas, agus Saraph,
agá raibh tighernas a Móab, agus
Iasubi-lehem. Agus is neithe sointse
iad so.
23. Dob iad so luchd oibre na
bpotadh, agus an drong do com-
nuighedh a measc plandadh, agus fáltadh:
ansin do áitrebhaidís ag an Righ chum
a oibre.
24. Dob iad mic Shimeon; Nemuel,
agus Iamin, Iarib, Serah, agus
Saul:
25. Sallum a mhac sin, Mibsam a
mhac sin, Misma a mhac sin.
26. Agus mic Mhisma; Hamuel
a mhac sin, Sacchur a mhac sin, Simei
a mhac sin.
27. Agus do bhí sé mic déug ag
Simei, agus seisior ingen; acht ni
raibh mórán cloinne agá dearbhraithribh:
ni mó do fásadar a muintir uile cos-
mhuil re cloinn Iúdah.
Jos. 19.2. 28. Agus do comnuighedar an *
beer-seba, agus a Moladah, agus an
Hasar-sual,
29. Agus an Bilha, agus an E-
zem, agus an Tólad,

30. Agus an Betuel, agus an
Hormah, agus an Siclag;
31. Agus an Bet-marcabot, a-
gus an Hasar-susim, agus an Bet-
birei, agus an Saaraim: dob iad
so a ccaithreacha go righe Dháibhi.
32. Agus dob iad a mbailte, E-
tam, agus Ain, Rimmon, agus To-
chen, agus Assan, cúig caithreacha.
33. Agus a mbailte bega uile
do bhí timcioll na ccuáirt na ccait-
reach sin go nuige baal. Dob iad so
a náitreabh agus a nginealach.
34. Agus Mesobab, agus Iam-
lech, agus Iosah, mac Amasiah,
35. Agus Ioel, agus Iehu mac Iosi-
biah, mic Seraia, mic Asiel,
36. Agus Elioenai, agus Iaaco-
bah, agus Iesohaiah, agus Asaiah,
agus Adiel, agus Iesimiel, agus
benaiah,
37. Agus Siza mac Siphi, mic
Allon, mic Iedaia, mic Simri, mic
Semaiah.
38. Iad so luáidhtear ar a nanmanna,
bá prionnsadha ar a muinteraibh iad:
agus do méuduigh tigh a naithrech
go mór.
39. Agus do chuadar go dul a
strech Ghedor, eadhon gus an ttaobh
soir don ghleann, diarraidh inbhir dá
ttréudaibh.
40. Agus fuaradar deighinbhior
méith, agus do bhí an duithche fairsing
suáimnech, agus siothchánta: óir is
iad muintir Ham do áitreibh an sin
a nallúd
41. Agus thangadar an muintir-
se scriobhtha iona nainm a laethibh He-
seciah Righ Iúdah, agus do buáil-
edar lóistinigh, agus na háite com-
nuighe frith an sin, agus do léir-
sgriosadar iad gus a niugh, agus do
áitrebhadar iona náitibh: do brigh
go raibh inbhear ansin dá ttréudaibh.
42. Agus do chuáidh cuid diobh, eadhon
do chloinn Shimeon, cúig céud fear go
sliabh Seir: agus Pelatiah, agus
Neariah, agus Rephaiah, ⁊ Uzziel, mic
Isi, na ccaiptinibh orra.

43. Agus do ḃuáileadar an ċuid
oile dona Hamalecitiḃ, noċ do ċuáid
as, agus do áitreaḃadar ann sin gus
a niuġ.

---

CAIB. V.

* Gen. 35.22 & 49.4.

AN nois mic Reuben * ceidgin
Israel (oir is é rugad ar
ttús, aċt do ċionn gur
ṫruáilliġ sé leaba a aṫar,
tugadh a ċeart oiġreaċta do
ṁacaiḃ Ioseph mic Israel: agus ni
ḃfuil an ginealach re áirioṁ do réir
an ċeartbeirte.

* Gen. 49.8.10.

2. Oir do ḃuaiḋ * Iúdah ós
cionn a dearbráiṫreaċ, agus uaiḋ tan-
* Mich. 5.2. Math. 2.6.
gadar na * priomḟuasaráin; aċt
buḋ le Ioseph an ceartbeirta.)

* Gen. 46.9 Exod. 6.14. Uibhr. 26.5

3. * Dob iad mic Reuben, a dei-
rim, céidġin Israel, Hanoch, agus
Pallu, Hesron, agus Carmi.
4. Mic Ioel; Semaiah a ṁac sin,
Gog a ṁac sin, Simei a ṁac sin,
5. Micah a ṁac sin, Reaiah a ṁac
sin, Baal a ṁac sin,
6. Beerah a ṁac sin, noċ rug
Tilgat-Pilneser Riġ na Hassiria
leis [a láim]: do bi sé na ṗrionnsa
ag na Reubenitiḃ.
7. Agus a ḋearbraiṫre do réir a
ṁuinntir, an uair do háirmeaḋ ginealaċ
a ngeinealaċ, dob iad dob éifeaċtaiġ,
Ieiel agus Sechariah,
8. Agus Bélas mac Asa, mic
Sema, mic Ioel, noċ do riñe coṁnuiḋe
* Jos. 13.15, 16.
ann * Aroer, agus fad go nuige Nébo a-
gus Baal-meon.
9. Agus do áitiġ sé don taóiḃ
ṡoir go dul a steaċ an ḟásaiġ ó
nabhainn Euphráter: do ḃriġ gur foir-
lionadar a náirnéis a ḃfearann Gil-
eád.

10. Agus a láeṫiḃ Shauil do riñe-
dar cogaḋ ris na Hagariteaċaiḃ, noċ do
ṫuit le na láim; agus do ċoṁnuiġe-
dar iona loistiniḃ ar fad uile fear-
ainn Ghileád buḋ ṫoir.
11. Agus do áitreaḃadar clann
Ghad as a ccoinne ṫall a bfearann * 
* Jos. 13.16.
Basan go nuige Salcah.
12. Ioel an ti bá ceann, agus Sa-
pham na diaiġ, agus Iaanai, agus
Saphat an Basan.
13. Agus dob iad a ndearbráiṫre
do ṫiġ a naiṫreaḋ, Michael, agus
Mesullam, agus Seba, agus Iorai,
agus Iachan, agus Sia, agus He-
ber, móirṡeisior.
14. Is iad so clann Abihail mic
Huri, mic Iaroah, mic Gileád, mic Micha-
el, mic Iesisai, mic Iahdo, mic Buz;
15. Ahi mac Abdiel, mic Guni, bá
ceann tige a naiṫreaḋ.
16. Agus do áitreaḃadar a Ngi-
leád ann Basan, agus iona bailtiḃ,
agus taoḃ amuiġ do ḃallaiḋiḃ * Shá-
* Caib. 27.29.
ron, ar a niṁioliḃ.
17. Do háirmeaḋ iad so uile lé
* 2 Righ. 15. 5. 32.
ginealaċaiḃ a láeṫiḃ Iotam * Riġ Iú-
dah, agus a láeṫiḃ Ieroboam Riġ
Israel.
18. Mic Reuben, agus na Ga-
ditiġ, agus leiṫṫreaḃ Mhanasseh,
do ḋáoiniḃ cróḋa cumasaċa ċum
sgéiṫe agus cloiḋim diomċar, agus
ċum lámuiġ as boġa, agus éolaċ a
ccogadh, do ḃádar ceaṫraċad
agus cceiṫre, míle fear ccéud a-
gus trí fiċċid, do ċuaiḋ amach ċum
cogaiḋ.
19. Agus do riñeadar cogaḋ ris
* Gen. 25.15.
na Hagariteaċaiḃ, re * Ietur, a-
gus Nephis agus Nódab.
20. Agus do cuideaḋ léo na na-
ġaiḋ, agus do seaċadaḋ na Hagari-
tiġ iona láim, agus a nuile duine dá
raiḃ na ḃfoċair: Oir do éiġeadar ċum
Dé ann sa ċaṫ, agus do áontuiġ sé
léo, do ḃriġ gur ċuireadar a ndóiġ
ann.
21. Agus rugadar a náirnéis
léo: dá ccámalluiḃ cáogad míle, a-
gus

gus do ċáorċaib dá ċéud agus cáogad míle, agus do assalaiḃ dá míle, agus do ḋáoinib céud míle.

22. Oir do ṫuit mórán díob marḃ, do ḃríġ gurob ó Ḋhia do bí an cogaḋ, agus ḋ'fanadar iona náitib go ham na ḋáoirse.

23. Agus do áitreaḃadar clann leiṫṫreibe Mhanasseh annsa ḋúitċe: ḋ'ásadar ó bhasan go baal-hermon, agus go Senir, agus go sliaḃ hermon.

24. Agus dob iad so cinn tiġe a naiṫreaḃ, ġ'ón Epher, agus Issi, agus Eliel, agus Asriel, agus Ieremiah, agus hodabiah agus Iahdiel, daoine neartmara a ngaisgiḋ, daoine oirḋearca, agus cinn tiġe a naiṫreaḃ.

25. Agus do ṗeacaiġeadar a naġaiḋ Dé a naiṫreaḃ, agus do ċuadar do * ḋ'striopaċus a ndiaiġ deé ḋaoine na tíre, noċ do scrios Dia rompa san. 2 Riogh. 17. 7.

26. Agus do ḋúisiġ Dia Israel suas spiorad * Phul Rí na hAssiria, agus spiorad Thilgat-pilneser Rí na hAssiria, agus rug sé leis iad, (ġ'ón na Reubenitiġ, ⁊ na Gaditiġ, agus leiṫṫreaḃ Mhanasseh) agus tug leis iad go * hálah, agus go hábor, agus go hára, agus go sruṫ Gosan gus a niug. 2 Riogh. 15. 19. 2 Riogh. 17. 6.

## Caib. 6.

MIc Lébi: *Gerson, Cohat, agus Merari. *Gen. 46, 16. Exod. 6, 17.

2. Agus mic Chohat; Amram, Issar, agus hebron, agus Usiel.

3. Agus clann Amram, Aaron, agus Maoise, agus Miriam. Mic Aaron mar an gcéadna; * Nádab, agus Abihu; Eleasar, agus Itamar. Lebit. 10, 1.

4. Eleasar do ġein Phinehas, Phinehas do ġein Abisua,

5. Agus Abisua do ġein Bucci, agus Bucci do ġein Ussi,

6. Agus Ussi do ġein Serahiah, agus Serahiah do ġein Meraiot.

7. Meraiot do ġein Amariah, agus Amariah do ġein Ahitub,

8. Agus * Ahitub do ġein Sádoc, agus do ġein Sádoc Ahimaas, 2 Sam. 15. 27.

9. Agus Ahimaas do ġein Asariah, agus Asariah do ġein Iohanan,

10. Agus Iohanan do ġein Asariah, (sé do rinne oifig an tsagairt annsa * Teampall do ríne Solam an Ierusalem. 2 Croin. 3. 1 Riogh. 6.

11. Agus do ġein Asaria Amariah, agus do ġein Amariah Ahitub,

12. Agus do ġein Ahitub Sádoc, agus do ġein Sádoc Sallum.

13. Agus do ġein Sallum hilciah, agus do ġein hilciah Asariah,

14. Agus do ġein Asariah * Seraiah, ⁊ do ġin Seraiah Iehosadac, Nehe. 11, 11.

15. Agus dimṫiġ Iehosadac,* a nuáir rug an Tiġerna leis Iúdah agus Ierusalem lé láim Nebuchad-nessar. 2 Riogh. 25. 18.

16. Mic Lébi; * Gersom, Cohat, agus Merári. Exod. 6, 16.

17. Agus is iad so anmanna mac Ghersom: Libni, agus Simei.

18. Agus dob iad mic Chohat: Amram, agus Issar, agus hebron, agus Usiel.

19. Mic Mherári; Mahli ⁊ Musi. Agus is iad so sleaċta na Lebiteċ do réir a naiṫreaḃ.

20. O Ghersom; Libni a mac, Iahat a mac sin, * Simmah a mac sin, * Vet. 42.

21. Ioah a mac sin, Iddo a mac sin, Serah a mac sin, Ieaterai a mac sin.

22. Mic Chohat; Amminadab a mac, Córah a mac sin, Assir a mac sin,

23. Elcana a mac sin, agus Ebiasaph

Ebiasaph a mhac sin, agus Assir a mhac sin,

24. Tahat a mhac sin, Uriel a mhac sin, Ussiah a mhac sin, agus Seaul a mhac sin.

Fearsa. 35, & 36. 25. Agus mic Elcana; * Amasai, agus Ahimot.

26. Ar son Elcana: mic Elcanah, Sophai a mhac-, agus Nahat a mhac-sin,

27. Eliab a mhac sin, Ierohám a mhac sin, Elcanah a mhac sin.

28. Agus mic Shamuel: an chéidghin bharni, agus Abiah.

29. Mic Mherári; Mahli, Libni a mhac sin, Simei a mhac sin, Ussa a mhac sin,

30. Simea a mhac sin, Haggiah a mhac sin, Asaiah a mhac sin.

31. Agus a siad so an drong do chuir Dáibhi ós cionn oifige na cantaireachta
Caib. 16, 1. a ttigh an Tighearna, * tar éis na háirce do chomhnuighe.

32. Agus do fhrithealadar ar adhaidh áite comhnuighe Thabernacuil an choimhthionóil, nó go ndearna Solamh tigh an Tighearna an Ierusalem: agus annsin do sheasadar agá noifig do réir a nuird.

33. Agus isiad so an drong do bhi ag feitheamh maille re na cclainn: do mhacaibh na Ccohatiteach; Héman an cantaire, mac Ioel, mic Semuel,

34. Mhic Elcanah, mic Ierohám, mic Eliel, mic Toah,

35. Mhic Suph, mic Elcanah, mic Mahat, mic Amasai,

36. Mhic Elcanah, mic Ioel, mic Asariah, mic Sephaniah,

Exod. 6, 24. 37. Mhic Tahat, mic Assir, mic* Ebiasaph, mic Córah,

38. Mhic Issar, mic Cohat, mic Lebi, mic Israel.

39. Agus a dhearbhrathair Asaph, (noch do sheas ar a láimh dheis) Asaph mac Berachiah, mic Simea,

40. Mhic Michael, mic Baasiah, mic Malchiah,

41. Mhic Etni, mic Serah, mic Adaiah,

42. Mhic Etan, mic Simmah, mic Simei,

43. Mhic Iahat, mic Gersom, mic Lebi.

44. Agus do [sheas] a ndearbhraithre, mic Mherári, don láimh chlé: Etan mac Cissi, mic Abdi, mic Malluch,

45. Mhic Hasabiah, mic Amasiah, mic Hilciah,

46. Mhic Amsi, mic Bani, mic Sámer,

47. Mhic Mahli, mic Mussi, mic Merári, mic Lebi.

48. Do hordaigheadh a ndearbhraithre na Lebhitigh mar an gcédna chum gach uile* ghné seirbhise tabernacuil tighe Dé. * Ios.

49. Acht dofráil Aáron, agus* Lebhit. 1, 9.
a mhic ar altóir na hofrála loisge,
agus ar * altóir na túise, tróbh amuigh Exod. 30, 7.
do gach uile obair na háite ronaomhtha: agus sin do dhénamh síothchána do Israel, réir a nuile ni dar fhuagair Maoise seirbhiseach Dé.

* Ios. 21.

50. Agus isiad so mic Aáron: Eleasar a mhac, agus Phinehas a mhac sin, Abisua a mhac sin,

51. Bucci a mhac sin, Ussi a mhac sin, Serahiah a mhac sin,

52. Meraiot a mhac sin, Ahitub a mhac sin,

53. Sadoc a mhac sin, Ahimaas a mhac sin.

54. Anois is iadso a náite comhnuighe ar feadh a ccaislén iona tteórannaibh, do mhacaibh Aáron, do mhuintearaibh na Ccohatiteach: óir fá leó san an chuid ronna.

55. Agus thugadar Hébron dóibh a ttír Iúdah, agus na bailte ra timchioll fá ccuáirt;

56. Acht thugadar macháireadh na caithreach agus a bailte do Cháleb mac Iephunneh.

57. Agus do mhacaibh Aáron thugadar caithreacha Iúdah, Hébron mar chathair dhídin, agus fós Libnah maille re na bailtibh bega, 7 Iattir, agus Estemoa maille re na mionbhailtibh,

58. Agus

58. Agus Hilen gun a bailtib, De-
bir gun a bailtib,
59. Agus Asan gun a bailtib, a-
gus bet-semes gun a bailtib:
60. Agus as treib bhemamin,
Geba gun a bailtib, agus Al-
met gun a bailtib, agus Anatot
gun a bailtib. A ccaiṫreċa uile
ar feaḋ a muinnter ba trí caiṫreċa
déag iad.
61. Agus do ṁacaib Chohat, noċ
do fágbaḋ do ṡliocht na treibe sin,
as an leiṫṫreib, eadhon as leaṫ Ma-
*Jos. 21. 5. nasseh, [tugaḋ] * deiċ ccaiṫreċa
re crannċar.
62. Agus do ṁacaib Gherson
ar feaḋ a muinnter, as treib Issa-
char, agus as treib Asser, agus
as treib Naphtali, agus as treib
Manasseh ann Basan, [tugaḋ] trí
caiṫreċa déag.
63. Do ṁacaib Merari ar feaḋ a
muinnter, ó ṫreib Reuben, agus ó
ṫreib Ghad, agus ó ṫreib Shebu-
*Jos. 21. 7. 34. lon, * [tugaḋ] dá ċaiṫraiġ déug re
crannċar.
64. Agus ṫugadar clann Israel
iadso gun a mionbailtib do na Lebi-
tib.
65. Agus ṫugadar le crannċair
ó ṫreib ċloinne Iudah, agus ó ṫreib
ċloinne Simeoin, agus ó ṫreib ċloinne
bemamin, na caiṫreċa so do luaiġeaḋ
iona nanmannaib.
66. Agus an (ċuid oile) do ṁuinn-
teraib ċloinne Cohat, fuaradar caiṫ-
reċa da ccóstaḋaib as treib Ep-
raim.
Jos. 21. 21. 67. Agus * ṫugadar dóib do na
caiṫreċa dídin, Sechem a sliab Ep-
raim gun a mionbailtib; agus fós
Geser gun a mionbailtib,
68. Agus Iocmeam gun a bailtib,
agus bet-horon gun a bailtib,
69. Agus Aialon gun a bailtib,
agus Gat-rimmon gun a bailtib:
70. Agus as leiṫṫreib Manas-
seh; Aner gun a bailtib, agus bi-
leám gun a bailtib, do ṁuintir fui-
gill mac Cohat.

71. Do ṁacaib Gerson [tugaḋ]
as muintir leiṫṫreibe Manasseh;
Gólan ann Basan gun a bailtib, a-
gus Astarot gun a bailtib:
72. Agus as treib Issachar;
Cedes gun a bailtib, Daberat gun
a bailtib,
73. Agus Rámot gun a bailtib,
agus Anem gun a bailtib:
74. Agus as treib Asser; Mas-
sal gun a bailtib, agus Abdon
gun a bailtib,
75. Agus Hucoc gun a bailtib,
agus Rehob gun a bailtib:
76. Agus as treib Naphtali;
Cedes san Ghalilee gun a bailtib,
agus Hammon gun a bailtib, agus
Ciriataim gun a bailtib.
77. Don ċuid oile do ċloinn Mhe-
rári [tugaḋ] ó ṫreib Shebulun, Rim-
mon gun a bailtib, Tábor gun a
bailtib.
78. Agus ar an ttaoib ṫall
do Iordan láim re Iericho, don taóib
soir do Iordan, as treib Reuben,
beser anns a bfásach gun a bailtib,
agus Iahsah gun a bailtib,
79. Cedemot mar an cceadna gun
a bailtib, agus Mephaat gun a bail-
tib:
80. Agus as treib Ghad, Ra-
mot an Gileád gun a bailtib, agus
Mahanaim gun a bailtib,
81. Agus Hesbon gun a bailtib,
agus Iaser gun a bailtib.

CAIB. 7.


Noir dob iad mic Issachar; *Gen. 46. 13. Vibhr. 26. 23.
Tola * agus Puah, Ias-
sub, agus Simron, ceaṫ-
rar.
2. Agus mic Thóla;
Vssi, agus Rephaiah, agus Ieriel,
agus

agus Iahmai, agus Iibsam, agus
Semuel, cin̄ ṫiġe a naṫar Tóla:
do ḃádar na ndaóine cróḋa a ccu-
ṁaſ iona nginealaċaiḃ, agus ba hé a
nuiṁir a laéṫiḃ Ḋháibi, dá ṁile a-
gus fiċċe agus sé ċéud.
3. Agus mic Ussi; Isrhahiah: a-
gus mic Israhiah; Michael, agus
Obadiah, agus Ioel, Issiah, cúiger:
oirreġḋa iad uile.
4. Agus do ḃádar acasan do
réir a nginealach do réir ṫiġe a naiṫ-
reaḋ, buḋana saiġdiuir ċum cogaiḋ,
sé ṁile ḋéug agus fiċċe fer; óir
do ḃi mórán ban agus cloiñe aca.
5. Agus a ndeaġḃráiṫre a meic
ṁuinter Isachar, do ḃádar uile na
ndaóine neartṁara, ar na ccoṁáiri-
oṁ uile do réir a nginealaċ, ceiṫre
fiċċid agus seaċt mile.
[* Gen. 48.12.] 6. Mic * Bheniamin; Béla, agus
Bécher, agus Iediael, triur.
7. Agus mic Bhela; Esbon, agus
Ussi, agus Ussiel, agus Ierimot,
agus Iri, cúiger; cin̄ ṫiġe a naiṫ-
reaḋ, daóine láidre a ccróḋaſ, agus
do háirṁeaḋ iad do réir a nginealaċ, dá
ṁile agus fiċċe, agus trioċad, a-
gus ceaṫair.
8. Agus mic Bhecher; Semira, a-
gus Ioas, ⁊ Elieser, agus Elioenia,
agus Omri, agus Ierimot, agus A-
biah, agus Anatot, agus Alamet.
Is iad so uile mic Bhécher.
9. Agus dob é a nuiṁir do réir a
nginealaċ, do réir ċean̄ ṫiġe a naiṫ-
reaḋ, daóine árrasa a ngaisciḋ, fiċċe
mile, agus dá ċéd fer.
10. Mic Iediael mar an ccéadna;
Bilhan: agus mic Bhilhan; Ieus,
agus Beniamin, agus Ehud, agus
Chenaanah, agus Setan, agus Tar-
sis, agus Ahisahar.
11. Mic Iediael iadso uile, do réir
ċean̄ a naiṫreaḋ, daóine cuṁasaċa a
ngaisciḋ, seaċt mile ḋéug agus dá
ċéud ioṁċubaiḋ ċum dul amaċ ċum
cogaiḋ, agus ċum caṫa.
12. Suppim mar an gcéadna, ⁊ Hup-
pim clan̄ Ir, ⁊ Hussim mic Aher.

13. Mic Naphtali; Iahsiel, agus
Guni, agus Ieser, agus Sallum, mic
Bhilhah.
14. Mic Manasseh; Asriel, noċ
rug sise: (si a leanán an Taramiteach
do rug Machir, aṫair Ghileád:
15. Agus ṫug Machir na mnaoi
deirbṡiúr Huppim agus Suppim,
noċ dar bainm Maachah) agus dob é
ainm an dara mic Selophehad: agus
do ḃádar ingeana ag Selophehad.
16. Agus rug Maacha bean Ma-
chir mac, agus ṫug si Peres dainm
air, agus ainm a ḋearḃraṫar Séres;
agus dob iad a ṁic, Ulam agus Ra-
cem.
17. Agus mic Ulam; * Bedan. [* 1 Sam. 12. 11.]
Dob iadso mic Ghileád, ṁic Machir,
ṁic Manasseh.
18. Agus a deirbṡiúr Hammole-
cet rug si Isod, agus Abieser, a-
gus Mahalah.
19. Agus dob iad mic Shemida;
Ahian, agus Sechem, agus Liki, a-
gus Aniam.
20. Agus mic Ephraim; Sutelah,
agus Bered a ṁac, agus Tahat
a ṁac sin, agus Eladah a ṁac sin,
⁊ Tahat a ṁac sin,
21. Agus Sabad a ṁac sin, a-
gus Sutelah a ṁac sin, agus Eser,
agus Eleád, noċ do ṁarḃadar muinntir
Ghát do rugadh an̄sa dúṫaiġ sin,
do ḃriġ go ttangadar sios do ḃreiṫ
a náirnéise leó.
22. Agus do ċaóin Ephraim a
naṫair iad mórán do laéṫiḃ, agus
ṫangadar a ḋearḃráiṫre do ṫaḃ-
airt soláis dó.
23. Agus a nuáir do ḃi sé ag a
ṁnaoi, do toirrcceaḋ í, agus rug si
mac, agus ṫug si Beriah dainm air,
ar son ḋroiċċinnéamna a ṫiġe.
24. (Agus do ḃi Serah a inġean,
noċ do ċúir suas Betóron íasaraċ,
agus úaċdaraċ, agus Ussen-Sé-
rah.)
25. Agus dob é a ṁac Rephah,
agus fós Reseph, agus Telah a ṁac
sin, agus Tahan a ṁac sin,
26. Ladan

26. Laadan a mac sin, Ammihud a
mac sin, Elisáma a mac sin,
27. Non a mac sin, Iehosua a
mac sin.
28. Agus dob iad a sealbha agus a
náite comhnuidhe Bétel gus a bailtib,
*Jos. 16. 7. agus Naaran don taóib soir, * agus
Geser gus a bailtib don taóib siar,
Sechem mar an gcéadna gus a bailtib
go nuige Gása agus a bailte.
29. Agus lé taobh teórannaibh cloinne
Manasseh betsean agus a bailte,
*Jos. 17. 7. Taanach agus a bailte * Meigiddo
agus a bailte, Dor agus a bailte:
as iontasin do áitreabhadar clann Ió-
seph mic Israel.
*Jos. 17. 11. 30. Mic * Asser; Imnah, agus
Isuah, agus Isuai, agus Bériah,
agus Serah a ndeirbhsiúr.
31. Agus mic Bhéria: Héber, agus
Malchiel, noch is é athair Bhirsa-
bit.
32. Agus do ghein Héber, Iaphlet,
agus Sómer, ⁊ Hótam, agus Suah a
ndeirbhsiúr.
33. Agus mic Iaphlet; Pásach,
agus Bimmal, agus Asbat; a siad
so mic Iaphlet.
34. Agus mic Shamer; Ahi agus
Rogah, Iehubbah, agus Aram.
35. Agus mic a dhearbhráthar Hé-
lem; Sóphah, agus Imnah, agus
Seles, agus Amal.
36. Mic Shóphah; Suah, agus
Harnepher, agus Sual, agus Béri,
agus Imrah,
37. Beser, agus Hod, agus Sam-
ma, agus Silsah, agus Itran, agus
Beera.
38. Agus mic Ieter; Iephunneh,
agus Pispa, agus Arah.
39. Agus mic Ulla; Arah, agus
Haniel, agus Resiah.
40. Dob iad so uile clann Asser,
cinn tighe a naithreadh, daoine toghtha
neartmhara a mbeódhas, rogha na bprionn-
sadh; agus do bé a nuimhir ar feadh a
ngineluigh, don méid do bhí abaidh chum
cogaidh agus chum catha, fithche agus
sé mhíle fear.

CAIB. 8.



Nois do ghein Beniamin * Béla *Gen. 46, 21.
a cheidghin, Asbel an dara, Vibh. 26, 38.
agus Aharah an treas
[ mac, ]
2. Nohah an ceathramhadh, agus Ra-
phah an cúigeadh.
3. Agus dob iad mic Bhéla, Addar,
agus Géra, agus Abihúd,
4. Agus Abisau, agus Náaman
agus Ahoah,
5. Agus Géra, agus Sephuphan,
agus Huram.
6. Agus a siadso mic Ehud: is
iadso cinn aithreadh áitreabhach Ghéba,
agus do áitrighedar iad go * Mana- *Caib. 5. 55.
hat:
7. Agus Naaman, agus Ahiah,
agus Géra, do aithrigh sé iad sin,
agus do ghein sé Ussa, agus Ahi-
hud.
8. Agus do ghein Saharaim [ clann ]
a ttír Mhóab, tar éis eision dá ccur
uadh: dob iad a mná, Hussim agus
Baara.
9. Agus ré Hódes a bhean do ghin sé
Ióbab, agus Sibia, agus Messa, agus
Malcham,
10. Agus Ieus, agus Sachia,
agus Mirma: dob iadso a mhic, cinn
a naithreadh.
11. Agus ré Hussim do ghein sé
Ahitub agus Elpaal.
12. Mic Elpaal; Eber ⁊ Missam,
agus Samed, noch do chuir suas Ono
agus Lod, gus a bailtib:
13. Beriah mar an ccéadna, agus
Séma, noch ba cinn daithribh áitreabhach
Aialon, noch do dhíbir áitreabhaigh
Ghát:
14. Agus Ahio, Sasac, agus
Ierimot,
15. Agus Sebadiah, agus Arad,
agus Ader,

16. Agus Michael, agus Ispah, agus Ioha, mic Bheriah;
17. Agus Sebadiah, agus Mesullam, agus Heseci, agus Heber,
18. Ismerai fós, agus Iesliah, agus Iobab, mic Elpaal;
19. Agus Iacim, agus Sichri, agus Sabdi,
20. Agus Elienai, agus Siltai, agus Eliel,
21. Agus Adaiah, agus Beraiah, agus Simrat, mic Shimmi;
22. Agus Ispan, agus Heber, agus Eliel,
23. Agus Abdon, agus Sichri, agus Hanan,
24. Agus Hananiah, agus Elam, agus Antotiah,
25. Agus Ephedeiah, agus Penuel, mic Shassac;
26. Agus Samserai, agus Seharíah, agus Ataliah,
27. Agus Iaresiah, agus Eliah, agus Sichri, mic Ieroham.
28. Dob iad so ciñ na naiṫreċ, do réir a ngineláċ, daoine oirrḋa: do áiṫreabadar so añ Ierusalem.
29. Agus añ Gibeon do áiṫreib aṫair Ghibeon (noch * ar bé ainm a mná Maacha.)
* Caib.9.35.
30. Agus an ċéd mac rugaḋ dó, Abdon, agus Sur, agus Cis, agus Baal, agus Nádab,
31. Agus Gedor, agus Ahio, agus Sacher,
32. Agus Miclot do noċ ġein Simeah. Agus do ċomnuiġedar so mar an ceḋna a bfoċair a ndearbraiṫreċ añ Ierusalem tall as a ccoiṁe.
*Sam.14.51.
33. Agus * do ġein Ner Cis, agus do ġein Cis Saul, agus do ġein Saul Ionatan, agus Malchisua, agus Abinadab, agus Esbaal.
34. Agus mac Ionatan Meribal; agus do ghein Meribaal Micah.
35. Agus dob iad mic Micah Piton, agus Melech, agus Tarea, agus Ahas.
36. Agus do ġein Ahas Iehoadah, agus do ġein Iehoadah Alemet, agus Asmabet, agus Simri; agus do ġein Simri Móra.
37. Agus do ġein Móra Binea; agus dob é Rápha a ṁac sin, Eleasah a ṁac sin, Asel a ṁac sin:
38. Agus do bádar seisir mac ag Asel, ar biaḋ so a nanmaña, Asricam, Bocheru, agus Ismael, agus Seariah, agus Obadiah, agus Hanan. Dob iad so uile mic Asel.
39. Agus dob iad mic Esec a dearbraṫar, Ulam a ċéidġin, Iehus an dara, agus Eliphelet an treas [mac.]
40. Agus do bá daóine árrasa a ngaisgiḋ mic Ulam, luċt caite soiġeḋ, agus do bádar mórán mac aca, agus clañ ċloiṁe, céd agus caogaḋ. Is iad so uile mic Bheniamin.

## CAIB. 9.


Ar sin do háirmeaḋ Israel uile na ngineláċaib, 7 féuċ, do bádar sgriobṫa a leabar Ríoġ Israel agus Iúdah, noċ do rugaḋ a mbraiḋ don Bhabiloin ar son a bpeacaiḋ.
2. Anois na céd áiṫreabaiġ do ċomnuiġ iona sealbaiḃ iona ccaiṫreċaib féin, do biaḋ na hIsraelitiġ, na Sagairt, na Lebitiġ, agus na Netinimiġ.
3. Agus * añ Ierusalem do áiṫreabadar do ċloiñ Iúdah, agus do ċloiñ Bheniamin, agus do ċloiñ Ephraim agus Mhanasseh: Nehe. 11.1.
4. Utai mac Ammihud, mic Omri, mic Imri, mic Bani, do ċloiñ Phares mic Iúdah.
5. Agus do na Silonitib; Asaiah an

an chéadghin, agus a mhic.
6. Agus do ṁacaib Serah; Ieuel
agus a ndearbráiṫre, sé céad agus
nócad.
7. Agus do ṁacaib Beniamin;
Sallu ṁac Mesullam, ṁic Hodabiah,
ṁic Hasenuah,
8. Agus Ibneiah ṁac Ierohan, a-
gus Elah ṁac Ussi, ṁic Michri, a-
gus Mesullam ṁac Sephatiah, ṁic
Rehel, ṁic Ibniah,
9. Agus a ndearbráiṫre do réir
a sleaċta, naói gcéad, agus caogad,
agus seisior. Ba príoṁaiṫre iad so
uile a ttiġ a naiṫreaḋ.
10. Agus do na sagartaiḃ; Ie-
daiah, agus Iehoiarib, agus Ia-
chin,
11. Agus Asariah ṁac Hilciah,
ṁic Mesullam, ṁic Sádoc, ṁic Me-
raiot, ṁic Ahitub, uachtarán tighe
Dé,
12. Agus Adaiah ṁac Ieroham,
ṁic Passur, ṁic Malchiiah, agus
Maasiai ṁac Adiel, ṁic Iahserah,
ṁic Mesullam, ṁic Mesillimit, ṁic
Immer,
13. Agus a ndearbráiṫre, ceann
tiġe a naiṫreaḋ, míle agus seaċt ccéad
agus trí fiċċid: daóine ro ullṁa
ċum oibre seirbhíse tiġe an Tiġearna.
14. Agus do na Lebitiḃ; Sema-
iah ṁac Hassub, ṁic Asricam, ṁic
Hasabiah, do ṁacaib Merári,
15. Agus Bacbacar, Heres, a-
gus Gálal, agus Mataniah ṁac
Micah, ṁic Sichri, ṁic Asaph,
16. Agus Obadiah ṁac Semaiah,
ṁic Gálal, ṁic Ieduthun; agus Be-
rechia ṁac Asa, ṁic Elcánah, noċ
do ċoṁnuiġ a mbailtiḃ na Netopha-
titeach.
17. Agus dob iad na doirseói-
riġ, Sallum, agus Accub, agus Tal-
mon, agus Ahiman, agus a ndearb-
ráiṫre: do bé Sallum a cceannfort.
18. (Noċ do bí gus a namsin ag
feiṫioṁ a ngeata an Riġ leaṫ soir:)
do bádar na ndoirseóirib a ccuideaċ-
taiḃ ċloinne Lébi.
19. Agus dob é Sallum ṁac Core
ṁic Ebiasaph, ṁic Corah, agus a
ḋearbráiṫre, do tiġ a aṫar, na Cora-
hitiġ, do bí ós cionn oibre na seir-
bíse, na luċt coiṁéada ġeataḋ an ta-
bernacuil: ar mbeiṫ dá naiṫ-
riḃ ós cionn ṡlóiġ an Tiġearna na
ccoiṁéduiġ an ṗoirse.
20. Agus Phinehas ṁac Eleá-
sar buḋ uachtarán ós a ccionn a nalléḋ,
agus do bí an Tiġearna maille ris.
21. Agus Setariah, ṁac Mese-
lemiah, ba doirseóir do ḋorus ta-
bernacuil an ċoṁċruinniġ.
22. Iadso uile noċ do toġadh do
beiṫ na ndoirseóiriġib annsna ngeata-
ḋuiḃ, bá dá ċéad iad agus dá fear déug.
Do háirmeaḋ iad so do réir a nginealach
iona mbailtiḃ; noċ do órduiġ Dáibi,
agus Samuel an féuċadóir, ann a
noifig ċinnte.
23. Mar sin do bí acasan, agus
agá ccloinn coiṁéad ġeata tiġe an Ti-
ġearna, tiġe an tabernacuil, lé sealuiḋeaċt
coiṁéda.
24. Do bádar na doirseóiriġ a
cceiṫre ccearṫramnuiḃ, soir, siar,
buḋ ṫuaiġ, agus buḋ ḋeas.
25. Agus a ndearbráiṫre do bí
annsna bailtiḃ, do bí orra teaċt léo a
ndiáiġ seaċt lá ó am go ham.
26. Oir do bádar na Lebitiġse,
na cceiṫre hárddoirseóiriġ, iona
noifig ċinnte, agus do bádar ós cionn
ṡeomraḋ, agus ionnṁusa tiġe Dé.
27. Agus do ġlacaidís lóistin
timċioll fa ccuáirt tiġe Dé, do
bríġ gurob orra do bí an cúram,
agus gur riu do bean a foslaḋ gaċ
maidin.
28. Agus do bí cúram soiṫeach
na minioстralaċta ar ċuid áiriġ díob,
ionnus go mbeirdís a steach agus
a maċ iad a nuibir ċinte.
29. Do hórduiġeaḋ cuid díob mar
an ccéadna do ċoiṁéad na soiṫeach, a-
gus uile instruimentiġ na sancto-
ra, agus an ṗlúr fínealta, agus a
fríona, agus na hola, agus na túise,
agus na spíosraḋ.


30. A-

30. Agus do níoḋ cuid do ma-
caiḃ na ſagart * a nola do na
ſpioſraiḃ.

* Exod. 30. 23.

31. Agus Mattitiah áon do na
Lebitiḃ (noċ bá ceidġin do Shallum
an Corahiteċh) is aige do ḃi a nor-
daiġ ċinnte ós cionn na neiṫeaḋ do niṫiġ
sna hoiġniḃ.

32. Agus [cuid oile] dá ndeaġb-
ráiṫriḃ, do macaiḃ na Ceohatiteċh,
do ḃi ós cionn a naráin taisbénta,
dá ullmuġaḋ gaċ aon lá ſaoire.

33. Agus is iadſo na canteóiriġ,
cinn aiṫreaċ na Lebiteċh, noċ do ḃi
aṁárna ſeomraiḋiḃ; óir do báḋar ar
siubal san obair sin do ló agus
doiḋċe.

34. Na haiṫreaċa toġṫa ſa na Le-
biteċh, siad dob onóraiġ ar feaḋ a
sleaċtan; ann Ierusalem do ċomnuiġea-
dar.

35. Agus ann Gibeon do áiṫreaḃ
aṫair Ghibeon, Iehiel; agus do bé
ainm a mná * Maacha.

* Caib. 8. 29.

36. Agus a ċéidġin mic, Abdon,
annsin Sur, agus Cis, agus Baal,
agus Ner, agus Nádab,

37. Agus Gedor, agus Ahio, a-
gus Sechariah, agus Miclot.

38. Agus do ġein Miclot Simeám:
agus do áiṫreaḃadarsan mar an
gcéadna a bfoċair a ndearbráiṫreaċ ann
Ierusalem tall as coinne a ndearb-
ráiṫreċ.

39. * Agus do ġein Ner Cis,
agus do ġein Cis Saul, agus do ġein
Saul Ionatan, agus Malchisua, a-
gus Abinadab, agus Esbaal.

* Caib. 8. 33.

40. Agus do bé mac Ionatain
Meribaal, agus do ġein Meribaal
Micah.

41. Agus dob iad mic Micah
Piton, agus Melech, agus Tahreá,*
agus Ahas.

* Caib. 8. 35.

42. Agus do ġein Ahas Iárah,
agus do ġein Iárah Alemet, agus
Asmabet, agus Simri: agus do
ġein Simri Mora.

43. Agus do ġein Mora Bineá;
agus Rephaiah a mac sin, ⁊ Eleásah a
mac sin, Asel a mac sin.

44. Agus do bádar seisear mac
ag Asel, ar biaḋ so a nanmanna, As-
ricam, Bocheru, agus Ismael, agus
Seariah, agus Obadiah, agus Hanan:
dob iad so mic Asel.

## Caib. 10.

NOIS * do ṫroideadar na
Philistiniġ a naġaiḋ Is-
rael, agus do teiṫeadar
fir Israel roimhe na Phi-
listiniḃ, agus do ṫuiteadar sios
marḃ a sliaḃ Gilboa.

* 1 Sam. 31. 1, 2.

2. Agus do leanadar na Philisti-
niġ go cruáiḋ a ndiaiġ Shauil, a-
gus a ndiaiġ a mac, agus do mar-
badar na Philistiniġ Ionatan, A-
gus Abinadab, agus Malchisua,
mic Shauil.

3. Agus do ċuaiḋ an caṫ go
doċrac a naġaiḋ Shauil, agus do
buáileadar lucht caiṫe boġa é, agus
do goineaḋ leis na soiġdiúiriḃ é.

4. Ann sin a duḃairt Saul le fear
iomċartha a airm, tarraing do ċloiḋeaṁ,
agus cuir tríom é; deagla go ttiuc-
faidís na neimṫimċillġearrṫa so, agus
go maslocaidís mé. Aċt níor báill
le fear iomċartha a airm sin do ḋénaṁ,
óir do ḃi eagla mór air. Mar sin do
ġlac Saul cloiḋeaṁ, agus do ṫuit
sé air.

5. Agus a nuair do ċonnairc fear iom-
ċair a airm go raiḃ Saul marḃ, do
ṫuit sé féin mar an gcéadna air an
gcloiḋeaṁ, agus déug sé.

6. Marsin déug Saul, agus a
ṫriúr mac, agus déug a tiġ uile a
naoinfeaċt.

7. Agus a nuáir do ċonncadar
fir Israel uile, noċ do ḃi san ġleann,
gur teiṫeadar, agus gur éug Saul
agus a mic, annsin do ṫréigeadarsan

a

a ccaithreacha, agus do theithedar,
agus tangadar na Philistinigh, agus
do áitreabhadar ionnta.

8. Agus tarla ar na márach a
nuáir tangadar na Philistinigh
dfaghbhail na marbh, go bhfuaradar
Saul agus a mhic marbh a sliabh Gil-
boa.

9. Agus a nuáir do fagbadar é,
do ghlacadar a cheann, agus a arm,
agus do chuiredar [ teachta] go crich na
bhPhilistineach fá ccuáirt, do thabhairt
sceul dá niodhalaibh agus do na
daoinibh.

10. Agus do chuiredar a arm a
ttigh a ndeé, agus do dhaingnigheadar
a cheann a ttempall Dagon.

11. Agus a nuáir do chualadar
muinntir labhes-gilead uile, gach a ndearna-
dar na Philistinigh re Saul;

12. Deirghedar na daóine curata
uile, agus rugadar corp Shauil leó,
agus cuirp a mac, agus tugadar
go labhes iad, agus do adhlaicedar a
ccnáma faói an dair ag an labhes, agus
do throisgedar seacht lá.

13. Mar sin deug Saul ar son a
pheacaidh, noch do rinne sé a naghaidh an
Tighearna, * eadhon a naghaidh breithre an
Tighearna, nar coiméad sé, agus
mar an ccéadna do chionn comhairle dhiar-
ruidh ar aon agá raibh leannán sithe,
dfiafruighe de;

14. Agus nar fhiafruigh sé don Ti-
ghearna: uime sin do mharbh sé é, agus
do iompóigh sé an rioghachd chum Dáibhi
mhac Iesse.

* 1 Sam. 15. 23. & 28. 7.

---

CAIB. 11.

* 2 Sam. 5. 1.


Nsin do chruinnighedar * Israel
uile iad féin chum Dáibhi go
hebron, ga rádh, féuch, is
sinne do chnáimh agus dfeóil.

2. Agus ós a chionn sin, a nallód,
eadhon a nuáir do bhi Saul na Righ, ba
tusa an té do threóruigheadh a mach,
agus do bheireadh a steach Israel: agus
a dubhairt do Thighearna Dia riot,
beathochaidh tú mo phobul Israel, agus
bhiáidh tú ad riaghlaightheóir ós cionn mo
phobuil Israel.

3. Ar a nadhbharsin tangadar sin-
sir Israel uile chum an Righ go hebron,
agus do rinne Dáibhi cunnradh riú an he-
bron a lathair an Tighearna, agus do
ungadar Dáibhi na Righ ós cionn Israel
do réir breithre an Tighearna re * Sa-
muel.

4. Agus do chuáidh Dáibhi, agus *
Israel uile go hierusalem, sé sin Iebus,
mar a rabhadar na Iebusitigh, dúth-
chusaigh na tire.

5. Agus a dubhradar dúthchusaigh
Iebus re Dáibhi, ni thiucfa tú annso.
Gidheadh do ghabh Dáibhi caisleán Sion, si sin
cathair Dháibhi.

6. Agus a dubhairt Dáibhi, gidh bé
bhuailfios na Iebusitigh ar ttús, sé
bus ceann agus captín: mar sin do
chuáidh Ioab mac Seruiah súas, agus
do bhí sé na uachdarán.

7. Agus do áitreibh Dáibhi annsa
chaislen: uime sin tugadar cathair
Dháibhi dainm air.

8. Agus do chuir sé an chathair súas
timchioll fá ccuáirt, eadhon ó Mhillo
fá ccuáirt, agus do leasuigh Ioab an
chuid oile don chathraigh.

9. Marsin do fhás Dáibhi níos mó
agus níos mó: óir do bhí Tighearna na
slógh ris.

10. * Is iad so mar an gcéadna to-
ghadh na ndáoine neartmhara, do bhí ag
Dáibhi, noch do neartuigh iad féin leis
annsa rioghachd agus le hisrael uile, do
dhéanamh Righ de, do réir breithre an Ti-
ghearna a ttáoibh Israel.

11. Agus siad uimhir na bhfear ccal-
ma do bhí ag Dáibhi: Iasobeam an hac-
moniteach, ceann na ccaiptineadh: do thóg
sé súas a ga a naghaidh na ttrí ccéud
do marbhadh leis a naoinfheacht.

12. Agus na dhiaigh sion Eleasar
mac

* 1 Sam. 16. 13.
* 2 Sam. 5. 6.
* 2 Sam. 23. 8.

ṁac Ḋóḋo an Tahoḣiteach, noċ bá áon
don triur curadh.
13. Do bi sé a ffoċair Ḋáibi an
Pas-dammim, agus do ċruinniġedar
na Philistinig a gcionn a ċéile annsin
ċum ċaṫa, mar a raib prebán ferainn
lán deórna, agus do ṫeiṫedar an
pobal roiṁe na Philistinib.
14. Agus do ṡuiġedarsan iad féin a
lár an prebáin sin, agus do ṫárṫuiġe-
* 1 Sam. 22. 13. dar é, agus do ṁarbadar * na Phi-
listinig: agus do ṫárṫuig an Tiġ-
erna iad le slánuġaḋ mór.
15. Anois do ċuáiḋ triúr don trio-
ċad caiptín sios go carraig Ḋáibi,
go húaṁaig Adullam, agus do ṡuiġe-
dar slúaġ na bhPhilistineaċ a ngleann
Rephaim.
16. Agus do bi Ḋáibi annsin annsa
ccaislen, agus do bi garison na
bhPhilistineaċ annsin a Mbet-lehem.
17. Agus do bi mian ar Ḋháibi,
agus a dubairt sé, oh nac bfuil duine
agum do ḃéuraḋ dám deoċ duisge ó
ṫobar bhet-lehem, noċ atá ag an ngeta,
18. Agus do bhrisedar an triúr
tré ṡlúaġ na bhPhilistineaċ, agus do
ṫarraingedar uisge as tobar bhet-le-
hem, noċ do bi láiṁ ris an ngeta,
agus do ġlacadar é, agus ṫugadar
ċum Ḋáibi é: aċt níor ḃáill lé Ḋáibi a
ól, aċt a ḋórtaḋ amaċ don Tiġer-
na.
19. Agus a dubairt sé, nár léigiḋ
mo Ḋhiaġ-sa go ndéanainn an ni so,
a nólfa misi fuil na muintiresi, do ċuir
a nanam a ccuntabairt? óir le [ guáis ]
a mbáis ṫugadar leó é: uime sin níor
ḃáill leis a ól. Do riniġedar an triúr
so fa nertṁuire na neiṫesi.
20. Agus ba hé Abisai derbraṫair
Ioab ba oireġda don triúr; óir ar
ttógbáil a ġaṫ súas dó a naġaiḋ
ṫri cceáḋ, do ṁarb sé iad, agus fuair
sé ainm a measg an triúir.
* 2 Sam. 23. 19. 21. * Don triúr bá honóraiġ é ná
an dias, óir do bé a ccaiptin é; ar
a ṡon sin ni ráinic sé an [ ceád ]
ṫriúr.
22. Benaiah ṁac Iehoiada, mac
duine nertṁuir do Chabseel, noċ do
riñe iomad gníomraḋ, do ṁarb sé dias
fer leoṁanta do Mhóab: do ċuaiḋ sé
sios mar an ccéadna, agus do ṁarb sé
leoṁan a cclais ġainim, lá sneaċta.
23. Agus do ṁarb sé Egipteaċ
duine an a raib cuig cubaid ar áird,
agus gaṫ a láiṁ a Negiptiġ mar ġar-
main figedóra: agus do ċuáiḋ sé
sios ċuige lé bata, agus do ṫarraing
an gaṫ as láiṁ an Negiptiġ, agus
do ṁarb é le na ġaṫ fein.
24. Do riñe Benaiah ṁac Iehoiada
na neiṫesi, agus fuair ainm eidir an
ttriúr bá nertṁuire.
25. Féuch, do bi sé onórach a
measg an triochaid, aċt ni ráinic sé an
ceadtriúr; agus do ċuir Ḋáibi ós cionn
a ġárda é.
26. Mar an ccéadna do biaḋ daóine
nertṁara na slúaġ, Asahel derbra-
ṫair Ioab, Elhanan ṁac Dóḋo ó bhet-
lehem,
27. Sammot an hararitеaċ, héles an
Peloniteaċ,
28. Ira ṁac Iccos an Tecoiteaċ,
Abieser an Tantótiteaċ,
29. Sibbecai an husatiteaċ, Ilai an
Tahohiteaċ,
30. Maharai an Netophatiteaċ,
héled ṁac baanah an Nétophati-
teach,
31. Itai ṁac Ribai ó Ghibeah
ċloiñe Beniamen, Benaiah an Pira-
toniteach,
32. Hurai ó aibnib Gaash, Abiel
an Tarbatiteaċ,
33. Asmabet an baharumiteach,
Elihaba an Saalboniteaċ,
34. Mic hassem an Gisoniteach,
Ionatan ṁac Shage an harariteaċ,
35. Ahiam ṁac Sacar an harari-
teaċ, Eliphal ṁac Ur,
36. Hépher an Mecheratiteach,
Ahiah an Peloniteaċ,
37. Hesro an Carmelitéaċ, Naa-
rai ṁac Esbai,
38. Ioel derbraṫair Natan, Mib-
bar ṁac haggeri,

39. Selec

39. Selec an Tammonitęċ, Nahárai
an Berotitęċ, fer iomċ. ar. Ioab mic
Seruiah,

40. Ira an Titritęċ, Gáreb an
Titritęċ,

41. Uriah an hititeaċ, Sabad
mac Ahlai,

42. Adina mac Siza an Reubenitęċ,
caiptin do na Reubenitęċaib, agus
trioċad maille ris,

43. Hanan mac Maacah, agus
Iosaphat an Mitnitęċ,

44. Uzziah an Ástenatitęċ,
Seama agus Iehil, mic hótan an Ta-
roeritęċ,

45. Iediael mac Simri, agus Ioha
a ḋerbraṫ., an Tizitęċ.

46. Eliel an Mahabitęċ, agus
Ieribai, agus Iosabiah, mic Elnaam,
agus Itmah an Moabitęċ,

47. Eliel, agus Obed, agus Ia-
siel an Mesobaitęċ.

## C A I B. 12.

* 1 Sam. 27. 10.

A Nois * iad so ṫainic go
Dáibi go Siclag an feḋ do
bí sé fós da ċeilt féin, ar
eagla Shaúl mic Cis: agus
do bádar a measc na ndáoi-
ne neartmara, luċ cuidiġ an ċo-
gaiḋ.

2. Do bádar armṫa ré bogaib,
agus do bádar clisde ar a láim ḋeis
agus ċlé, ag caiṫem cloċ, agus
soiġeaḋ as boga; do ḃráiṫrib Shaúl,
agus ċloinne Beniamin.

3. Sé Ahiezer dob oirdearca ḋiob,
annsin Ioas, mic Shemaiah an Gibeati-
tęċ, agus Ieziel, agus Pelet, mic
Azmabet, agus Berachah, agus
Iehu an Tantotitęċ,

4. Agus Ismaiah an Gibeonitęċ,
duine neartmar a measc an trioċaid,
agus ós cionn an trioċaid, agus Ie-
remiah, agus Iahaziel, agus Io-
hanan, agus Iosabad an Gederati-
tęċ,

5. Eluzai, agus Ierimot, agus
Bealia, agus Semariah, agus Se-
phatiah an Harupitęċ,

6. Elcanah, agus Iesiah, agus
Azareel, agus Ioezer, agus Iasobeam
na Coritiġ,

7. Agus Ioelah, agus Sebadiah,
mic Ierohám ó Ghédor.

8. Agus do ḋeiliġeadar cuid do na
Gaditib iad féin ċum Dáibi gus an
daingion ann sa ḃfásaċ, daoine cal-
ma agus luċ cogaiḋ, iomċubaiḋ ċum
caṫa, dar ḃeól sciaṫ agus bucilér
do ġlacaḋ; a naiġṫe amail aiġṫe
leoman, agus iad comluaṫ ris na heil-
litib ar na sléibtib.

9. Ezer an ċéd duine, Obadiah an
dara, Eliab an tres [ fer, ]

10. Mismannah an ceaṫramaḋ, Ie-
remiah an cúigeaḋ,

11. Attai an seiseaḋ, Eliel an
seaċtmaḋ,

12. Iohanan an toċtmaḋ, Elsabad
an náomaḋ,

13. Ieremiah an deaċmaḋ, Machba-
nai an táonmaḋ deag.

14. Do ċloinn Ghad iad so caipti-
niġ an tsluaiġ: do bí an té fá luġa
ḋiob ós cionn ċéd, agus an té fá mó
ós cionn míle.

15. Is iad so ċuáiḋ tar Iordan
anonn san ċéid mí, a núair do ċuáiḋ a
tuile tar * a bruaċaib uile, agus do
ċuireadar ċum teiṫime muintir na ngleann
uile anonn don noirṫear agus don niar-
ṫar.

* Jos. 3. 15.

16. Agus ṫangadar do ċloinn Bhen-
iamin, agus do ċloinn Iúdah gus an
ndaingean go Dáibi.

17. Agus do ċuáiḋ Dáibi amaċ na
ccoinne, ⁊ do freagair agus a duḃairt ré
riú, má ṫangabair ċugamsa go sioṫċán-
ta do ċongnam liom, biáiḋ mo ċroiḋe
snáḋmṫa riḃ; as más dom ḃraṫ dom
naimdiḃ ṫangabair, ó naċ ḃfuil éccoir

ar bith am láimhsi, go bhféuchadh Dia
ar naithreadh sin, agus go sriosfadh
sé é.
18. Ansin táinic an spiorad go
hAmasai, an ti dob airde do na
caiptinibh, agus a dubhairt, is leatsa
sinne a Dháibhi, agus ar do taobh [ atá-
maoid ] a mhic Iesse: síothcháin mail-
le riot, agus síothcháin dot luchd cú-
nidh: óir atá do Dhia ag cungnamh
leat. Ansin do ghabh Dáibhi chuige iad,
agus do rinne díobh caiptinigh ar an
mbuidhin.
19. Agus do thuit cuid do Mha-
nasseh cum Dáibhi an tan táinic sé leis
na Philistínibh a nagaidh Shauil cum ca-
tha, acht níor chungadar leó; óir do
chuireadar tighearnadh na bhPhilistíneach
do bhan comhairle ar siubhal é, gha rádh,
* 1 Sam, 29. 4. Fillfidh sé cum * a mhaighistir Saul,
re cunntabhairt ar ccinn.
20. Mar do chuaidh sé go Siclag,
dfill chuige do Mhanasseh, Adnah,
agus Iosabad, agus Iediael, agus
Michael, agus Iosabad, agus Eli-
hu, agus Siltai, caiptinigh na miltedh
do bhi ó Mhanasseh.
21. Agus do chuidigheadar le Dáibhi
maille re buidhin: óir do bhádar uile na
ndáoinibh curata a mbeódhas, agus
na ccaiptinibh ansa tsluágh.
22. Oir fan namsin lá ar lá do thigeadh
go Dáibhi do chongnamh ris, nó go raibh
na sluágh mór, cosmhuil re sluágh
Dé.
23. Agus is iad so uimhir na mba-
nnadha, noch do bhi réidh armtha cum co-
gaidh, agus táinic go Dáibhi go Hé-
bron dfilleadh ríoghachta Shauil chuige, do
réir bhréithre an Tighearna.
24. Do chloinn Iúdah, dar iomchar
sciath agus gath, sé míle agus ocht
ccéd réidh armtha cum cogaidh.
25. Do chloinn Shimeoin dáoine cu-
mhachtacha a ngaisgidh cum cogaidh, seacht
míle agus céd.
26. Do chloinn Lébhi ceithre míle agus
sé chéd.
27. Agus do bhé Iehoiada ba ceann
ar na hAaronideachaibh, agus trí míle
agus seacht ccéad maille ris.
28. Agus Sádoc óganach óg láidir
a ngaisgidh, agus dá chaiptín agus
fichead do thigh a athar.
29. Agus do chloinn Bheniamin do ghaol
Shauil trí míle: óir go nuige so siad
an chuid bá mó díobh do choimédadh tigh
Shauil.
30. Agus do chloinn Ephraim fiche
míle ⁊ ocht ccéad, dáoine neartmhara cás-
amhla ar feadh tighe a naithreadh.
31. Agus do leithtreibh Mhanas-
seh ocht míle dhéag, noch do foillsigheadh na
nainm, do theacht agus Righ do dhénamh do
Dháibhi.
32. Agus do chloinn Issachar, agá
raibh tuigsi ar na haimsearaibh, dá fios
cred budh cóir do chloinn Israel do dhé-
nam: do budh dá chéad a ccinn, agus do
bhádar a ndearbhráithre uile ar a
ttoil.
33. Do Shebulun an méid do chuáidh
amach cum catha, eólach a ccogadh,
maille ris a nuile ionstruiment chogaidh,
caógad míle, dar béol dul a nordu-
ghadh, do chroidhe iomlán.
34. Agus do Naphtali míle caip-
tín, agus maille leó go sceith agus go
ngath, triochad agus seacht míle.
35. Agus do na Danitibh, eólach
a ccoghadh, ocht míle fichiot agus
sé chéad.
36. Agus do Asser do dháoinibh do
thiaghadh amach cum catha, foghlomtha a
ccogadh, ceathracha míle.
37. Agus don táobh oile do Ior-
dan do na Reubinitibh, agus do na
Gaditibh, agus do leaththreibh Mhanasseh
maille ris a nuile instruimint chogaidh
cum catha, céad agus fiche míle.
38. Thangadar a raibh annso dfear-
aibh cogaidh do fanadh a nordughadh
maille re croidhe iomlán, go Hébron do
dhéanamh Righ do Dháibhi ós cionn Israel
uile: agus do bhádar an chuid oile
Disrael mar an ccéadna dhaontoil do
dhénamh Righ do Dháibhi.
39. Agus do bhádar ansin a bfo-
chair Dháibhi trí lá ag ithe agus ag ól:
óir

óir do ullmuiġeadar a ndearbráiṫre na ccoiṁe.

40. Os a ċionn sin, an méid do ḃí a bfogus dóib, gidhon go nuige Issachar agus Sebulun, agus Naphtali, tugadar leó ar asalaiḃ agus ar ċámhallaibh, agus ar muillib, agus ar dhamhaibh, arán, agus biadh, min, caċada fige, agus cuinnleacáin risin, agus fíon, agus ola, agus daim, agus caóiriġ go lór: óir do ḃí luaṫġáir a Nisrael.

## CAIB. 13.


Gus do riñe Dáibi comairle re caiptinib na mílteaḋ, 7 na ccéad, agus ré gaċ áon oifigeaċ.

2. Agus a dubairt Dáibi ré coimċruinniugaḋ Israel uile; má ċiṫear dáoibsi gur maiṫ é, agus gurab ó ar Tṫiġearna Dia é, cuireem sgéula uáinn go foirleaṫan, ċum ar ndearbráiṫreaċ do fágbaḋ a ttír Israel uile, agus maille riú mar an gcéadna ċum na sagart, agus na Lebhitech, noch atá iona mbailtib, go ccruinniḋis iad féin ċugainn.

3. Agus tugamaoid a rís áirc ar Ndé ċugainn: óir níor fiafruiġeamar di ó laeṫib Shauil.

4. Agus a dubradar an coimċruinniugaḋ go ndéanaḋis sin: óir do ḃí ceart an ní a súilib na ndáoine uile.

*1 Sam, 7. 1. 2 Sam, 6. 2. 5. Mar sin * do ċruinniġ Dáibi Israel uile a ccionn a céile ó Shihor na hÉgipte go dul a steaċ Hemat, do ṫabairt áirce Dé ó Chiriat-iarim.

6. Agus do ċuáiḋ Dáibi suas, agus Israel uile go * Baalah, gidhon go Ciriat-iarim, noċ fá lé Iúdah, do ṫabairt áirce an Tiġearna Dé as sin, *Jos. 15. 9.
noċ ċoimneḋeas eidir na Cherubimib, a ngoirṫear a ainm air.

7. Agus do iomċradar áirc Dé a ccairt nuaiḋ amaċ as tiġ Abinadab, agus do ṫiomáin Ussa agus Ahio an ċairt.

8. Agus do ḃí Dáibi agus Israel uile ag urgáirdiugaḋ maille re na nuile ċumas, agus lé duánaib, agus lé clairseaċaib, agus lé saltraċaib, agus lé tiompanaib, agus lé hadbraib ciuil, agus lé stocaib.

9. Agus an tan tangadar go hurlár buailte Chidon, do ċuir Ussa a láṁ amaċ do ċoṁgmáil na háirce: óir do ċroiṫeadar na daiṁ í.

10. Agus do las fearg an Tiġearna a naġaiḋ Ussa, agus do buáil sé é, do ċion a láime do ċur ċum na * *Uibhr. 4. 15.
háirce: agus fuáir sé bás ann sin a bfiadhnuise Dé.

11. Agus do ḃí doilġios ar Dháibi do ċionn an Tiġearna do briseaḋ air Ussa: uime sin goirṫear Peres-Ussa do náit sin gus a niug.

12. Agus do ḃí eagla Dé ar Dháibi an lá sin, ga ráḋ, cionnus béarus misi áirc an Tiġearna don baile ċugam?

13. Mar sin ní tug Dáibi a Náirc don baile ċuige féin go caṫruiġ Dháibi, ar ruġ sé do leaṫtaoib í go tiġ Obed-edom an Gititeċ.

14. Agus dfan áirc Dé ag muintir *Obed-edom iona tiġ trí mí. Agus *Caib. 26, 5.
do beannuig an Tiġearna tiġ Obed-edom agus a raib aige.

## CAIB. 14.


Nois * do ċuir Hiram Rig Tiorr teaċta go Dáibi, agus *2 Sam. 5. 11. &c.
adómad céadair maille re sáoraib cloiċe agus croinn, do ċur tiġe suas dó.

2. Agus do tuig Dáibi gur daing-
nig an Tighearna é na Righ ós cionn Is-
rael: óir do tógbhadh a ríoghachd suas
go hárd ar son a pobail Israel.
3. Agus tug Dáibi tuilleadh ban
(tuige) ann Ierusalem; agus do ġein
Dáibi tuilleadh mac agus ingean.
4. Anois is iad so anmanna a ċloi-
nne fuair sé ann Ierusalem: Sammua,
agus Sóbab, Nátan, agus Solam,
5. Agus Ibbar, agus Elisua, a-
gus Elpalet,
6. Agus Nóga, agus Nepheg, a-
gus Iaphia,
7. Agus Elisáma, agus Beeliada,
agus Eliphalet.
*2. Sam. 5. 17. 8. Agus a nuáir do ċualadar na
Philistinigh gur hungadh *Dáibi na Righ
ós ċionn Israel uile, do ċuádar na
Philistinigh uile suas diarraidh Dháibi:
agus do ċualaidh Dáibi sin, agus do
ċuáidh sé amaċ na nagaidh.
9. Agus tangadar na Philistinigh,
agus do leathnuigheadar iad féin a ngleann
Rephaim.
10. Agus dfiafruigh Dáibi do Dhia,
dá rádh, an raċa mé suas a nagaidh
na bhPhilistineach? agus an sceoduigh
tusa am láimh iad? agus a dubhairt an
Tighearna ris, imtigh suas; óir do
bhéara mé ad láimh iad.
11. Ar sin tangadar suas go
Baal-perasim, agus do bhuail Dáibi
annsin iad. Annsin a dubhairt Dáibi, do
bhris Dia a steaċ ar mo námaid lem láimh-
si, amhail bhriseadh amaċ na nuisgeadh: ar
a nadhbharsin do ġoireadar Baal-pera-
sim dainm do náitsin.
12. Agus a nuair do fágbadar a
ndeé annsin, tug Dáibi aithne uádh,
agus do loisgeadh re teine iad.
13. Agus do leathnuigheadar iad féin
fós a ris amuigh anna gleann.
14. Uimesin dfiafruigh Dáibi a ris
do Dhia, agus a dubhairt Dia ris, ná
himtigh suas na ndiaigh, fill uádh,
*2. Sam. 5. 23. agus * tárr orra tall as coinne ċrann
na sméur.
15. Agus is amhlaidh biás, an tan
ċluinfios tú torann siubhail a mbárr
ċrann na sméur, annsin raċa tú amaċ
ċum caṫa: óir do ċuáidh Dia romhad
amaċ, do bhualadh slóigh na bhPhilis-
tineach.
16. Uimesin do rinne Dáibi mar do
aithin Dia dhe: agus do bhuaileadar
slúagh na bhPhilistineach ó Ghibeon go
rád go Gázer.
17. Agus do ċuáidh Dáibi amaċ fá
na ċriochuibh uile, agus tug an Ti-
ghearna a eagla ar gaċ uile ṫír.

---

## CAIB. 15.

AGus do rinne Dáibi tighthe dó
féin a ccaṫruigh Dháibi,
agus dullmhaigh sé áit
dáirc Dé, agus do su-
idhig sé lóistin di.
2. Annsin a dubhairt a Dáibi, ní cóir
dfhéndoidhe* airc Dé iomċar ach do na *Uibh. 4. 15.
Lebitibh: óir is iad do ṫog an Tighear-
na diomċar airce Dé, do agus dfhénam
ministrealachd dó go bráṫ.
3. Agus do ċruinnigh Dáibi Israel
uile a ccionn a ċéile go Hierusalem, do
ṫabhairt airce an Tighearna suas dá
hait, noċ do ullmhuigh ré roimpe.
4. Agus do ċruinnig Dáibi clann
Aaron, agus na Lebitigh.
5. Do macaibh Cohat; Uriel, a
cceann, agus a dearbhraithre, céad agus
fiche.
6. Do macaibh Merári; Asaiah a
cceann, agus a dearbhraithre, dá ċéd
agus fiche.
7. Do macaibh Gersom; Ioel a
cceann, agus a dearbhraithre, céud agus
triocad.
8. Do macaibh Elisaphan; Se-
maiah a cceann, agus a dearbhraithre,
dá ċéud.
9. Do macaibh Hebron; Eliel a
cceann,

ccēṅ, agus a ndeárbráithre, ceithre fitċid.

10. Do macaib Uzziel; Amminadab a cceṅ, agus a ndeárbráithre, cēd agus dá fer dhéag.

11. Agus do ġoir Dáibhi ⁊ Shádoc agus ⁊ Abiatar, na sagairt, agus ⁊ na Lebitib, ⁊ Uriel, Asaiah, agus Ioel, Semaiah, agus Eliel, agus Amminadab.

12. Agus a dubhairt sē riú, is sibhsi ciṅ aithreċ na Lebiteċ: náomaidh sib féin, agus bhur ndeárbráithre, go ttugadh sib a nios áirc an Tiġerna Dia Israel, gus [ a náit ] do ullmhuiġ misi dí.

13. Oir do bríġ nac dearnabhair é an ċéad uáir, do riñe an Tiġerna briseadh orrṅ, do ċioñ nar iarramar é mar budh ċoir.

14. Marsin do náomadar na sagairt agus na Lebitiġ iad féin do ṫabhairt áirce an Tiġerna Dia Israel suas.

15. Agus do iomċradar clañ na Lebiteċ áirc Dē ⁊ a nguáillib gun a maideadhaib orra, mar do * aithin Máoise do réir bhreithre an Tiġerna.

16. Agus do labhair Dáibhi ré huasaránna Lebiteċ, a ndeárbráithre dórdughadh do beiṫ na lus ceóil ⁊ adbaraib ciúl, ⁊ saltraċaib, 7 cláirseċaib, agus ċimbalaib, ag dénam fuaime re tógbháil guṫa ós áird le luaṫġáir.

17. Marsin do órduiġedar na Lebitiġ * Heman mac Ioel: agus da dearbráithrib, * Asaph mac Berechiah: agus do macaib Merári a ndeárbráithre, * Etan mac Cusaiah.

18. Agus maille leó a ndeárbráithre don dara hórd, Sacariah, Ben, agus Iaaziel, agus Semiramot, agus Iehiel, agus Unni, Eliab agus Benaiah, agus Maaseiah, agus Mattitiah, agus Eliphaleh, agus Micniah, agus Obed-edom, agus Ieiel na doirseóiriġ.

19. Marsin do hórduiġeadh an lus ceóil Heman, Asaph, agus Etan, do seinm ar ċimbalaib umha;

20. Agus Sachariah, agus Aziel, agus Semiramot, agus Iehiel, agus Uñi, agus Eliab, agus Maaseiah, agus Benaiah, ⁊ saltraċaib ar Alamot;

21. Agus Mattitiah, agus Eliphaleh, agus Micniah, agus Obed-edom, agus Ieiel, agus Azaziah maille re cláirseċaib ar an Seminit do sárughadh.

22. Agus do bē Chenaiah ceñ na Lebiteċ do bhí ċum cantairiġe: a sē do ṫeagaisc timċioll an ċeóil, mar do bhí sē eólaċ.

23. Agus do bhí Berechiah, agus Elcanah na ndóirseoirib ag an áirc.

24. Agus Sebaniah, agus Iehosaphat, agus Netaneel, agus Amasai, agus Sachariah, agus Benaiah, agus Eliezer na Sagairt, do ṡeideadar stuic roimhe áirc Dē: agus do bē Obed-edom, agus Iehiah budh coimédaiġe dorrus don áirc.

25. Marsin do ċuáidh * Dáibhi agus sinsir Israel, agus Caiptiniġ na milteadh do ṫabhairt áirce ċuñarta an Tiġerna ó ṫiġ Obed-edom maille re gáirdeċus. * 2 Sam. 6. 12. 13. &c.

26. Agus tárla a nuair do ċongnaid Dia na Lebitiġ, noċ do iomċair áirc ċuñarta an Tiġerna, gur offraladar seċt mbulóga agus seċt reite.

27. Agus do bhí Dáibhi ar na éadughadh le Róba do línéadaċ finglta, agus na Lebitiġ uile do iomċair an áirc, agus an lus ceóil; agus Chenaniah maiġistir an ċeóil maille ris a naós ceóil; agus do bhí ar Dháibhi mar an ccéadna Ephod linéadaiġ.

28. Marso ṫug Israel áirc ċuñarta an Tiġerna leó maille re gárṫaib, agus lē fuáim an búabaill, agus le stocaib, agus le Cimbalaib, ag dénam comġoṫa lē saltraċaib, agus le cláirseċaib.

29. Agus tárla an tan ṫáinic áirc ċuñarta an Tiġerna go caṫraiġ Dháibhi, ar mbeiṫ do Michal ingen Shauil ag féuċain amac ⁊ fuinneóig,

go ḃfaicṫeaḋ sí Dáibi Ríġ ag daṁsa,
agus ag súġraḋ; agus do ṫarcuis-
niġ sí é iona croiḋe.

---

CAIB. 16.

* 2 Sam. 6. 17.

 Arsin * tugadar leó
airc Dé, agus do ṡuiġ-
ġeadar í a láṫair an lóisdin
do ċuir Dáibi na seasaṁ
ḋi: agus ṫoḃrádar
ofráil loisge agus ofráil síoṫċána a
ḃfiaḋnuisi Dé.
2. Agus a nuair do ċríoċnuiġ Dáibi
ioḋbairt na hofrála loisge, agus na
hofrála síoṫċána, do ḃeannuiġ sé an
pobal a nainm an Tiġearna.
3. Agus do roinn sé ar gaċ ḟinduine
Disrael idir ḟear agus ṁnaoi, do gaċ
áon aca bairgin arain agus spóla
maiṫ feóla, agus flaigin fíona.
4. Agus dórduiġ sé Lebitiġ áiriġ
do ṁinistralaċ a laṫair airce an Ti-
ġearna, agus do ċuiṁniuġaḋ, agus
do ṁolaḋ, agus do ṫabairt buiḋeaċuis
ris an TTiġearna Dia Israel:
5. Asaph an tuasarán, agus na
ḋiaiġ sin Sachariah, Ieiel, agus Se-
miramot, agus Iehiel, agus Mat-
titiah, agus Eliab, agus Benaiah,
agus Obed-edom: agus Ieiel maille
re saltracaiḃ, agus le cláirseaċaiḃ:
ar do ṁoiḋ Asaph fuáim le cimba-
luiḃ.
6. Benaiah mar an ccéadna, agus
Iahasiel, na sagairt, maille re stoc-
caiḃ a ccomnuiḋe ar ċoinne airce cu-
naranta an Tiġearna.
7. Ann sin, san ló sin féin, do
ṫug Dáibi an ċéaduair an Salm sa do ṫa-
bairt buiḋeaċuis ris an TTiġearna, a láiṁ
Asaph agus a ḋearbráiṫreaċ.
8. * Tugaiḋ buiḋeaċus don Tiġearna,

* Psal. 105. 1.

goiriḋ ar a ainm, foillsiġiḋ a ġnío-
ṁarṫa a measg an pobuil.
9. Canuiḋ dó, canuiḋ Sailm dó, agus
labruiḋ ar a oibriġiḃ iongantaċa
uile.
10. Déunuiḋ glóir iona ainm naóṁ-
ṫa, bioḋ gáirdeaċus ar ċroiḋṫiḃ na
ndaóine iarrus an Tiġearna.
11. Iarruiḋ an Tiġearna agus
a neart, iarruiḋ a ġnúis a ccomnuiḋ-
ḋhe.
12. Cuiṁniġiḋ a oibreaċa iongan-
taċa do rinne sé, a ionganta, agus
a ḃreiṫeaṁnuis.
13. O a ṡliocht Israel a ṡerbfoġ-
ṡion, a ċlann Iacob, a ḋaoine togh-
tha.
14. A sé so an TTiġearna Dia,
atáid a ḃreiṫeaṁnuis ar feaḋ an doṁain
uile.
15. Biṫi cuiṁneaċ a ccomnuiḋe ar a
ċunnraḋ, an focal do aiṫin sé do ṁíle
ġinealaċ.
16. Eadon ar an * ccunnraḋ do rinne * Gen. 17. 2. & 26. 3. & 28. 13.
sé re Habraham, agus ar a ṁionnuḋ do
Isaac.
17. Agus do ḋaingniġ sé sin do
Iacob mar ḋliġeaḋ, agus do Israel
mar ċunnraḋ síorruiḋe,
18. Dhá ráḋ, is duitsi do ḃeara
mé tír Chanain, cuid roinna hoiġreaċ-
ta.
19. A nuair naċ rabadar aċ beg-
gán, * ro ḃeagán, agus na ccoiṁig- * Gen. 34. 30. Gen. 12. 17. & 20. 3. Psal. 105. 12
ṫeaċaiḃ innte.
20. Agus a nuair do imṫiġeadar ó
ṫír go tír, agus ó ríoġaċt go daoin-
iḃ oile.
21. Níor ḟulaing sé dꝍuine éa-
cóir do ḋéanaṁ orra, tug sé fós
iomaiṫcsear do Ríoġaiḃ ar a son.
22. [Gha ráḋ] ná beanuiḋ rem ung-
ṫaċaiḃ, agus ná dénuiḋ dochar ar biṫ
dom ḟáiḋiḃ.
23. * Canaḋ an doman uile ċum an * Psal. 96. 1.
Tiġearna, foillsiġ amaċ ó ló go ló
a ṡlánuġaḋ.
24. Foillsiġ a glóir a measg na
ngeinteḋ, a oibreaċa iongantacha a
measg na nuile ciniḋeaċ.

25. Oir

25. Oir is mór an Tiġearna, agus
is mór é ré a moladh: is roimhe fós
is coir eagla ḃeiṫ, ós cionn a nuile
ḋée.
Lebit. 19. 4. 26. Oir is ioḋaill uile ḋeé * an po-
bail: aċt is é an Tiġearna do riġne na
flaiṫis.
27. Atá glóir agus onóir dá la-
ṫair, atá neart agus sólás iona io-
nad.
28. Tugaidh don Tiġearna, a ċom-
ġáolta an poḃail; tugaidh don Tiġearna
glóir agus neart.
29. Tugaidh don Tiġearna an ġlóir
is ceart dá ainm: tugaidh osrail lib,
agus tigidh iona fiaḋnuise, adhruiġ an
Tiġearna a sgéim náomṫaċta.
30. Bíoḋ eagla air an ndoman uile dá
laṫair: biáiḋ an talamh fós seasmach,
ionnus naċ ccorruiġṫear é.
31. Bíoḋ gáirdeaċus air na neiṁiḃ,
agus dénadh an talaṁ lúaṫġáir:
agus abradh dáoine eidir na cineaḋa-
ċaiḃ, atá an Tiġearna a riġe.
32. Búireaḋ a nfairge, agus a hiom-
laine: lúaṫġáiridis na macaireadha,
agus a nuile ni dá bfuil ionta.
33. Annsin canfuid croinn na coilleaḋ
go hárd a bfiaḋnuise an Tiġearna, do
bríġ go ttiucfa sé do ḋénaṁ breiṫeaṁ-
nuis ar an ndoman.
Psal. 107. 1. & 118. 1. & 136. 1. 34. * O, tugaidh buiḋeaċus don Ti-
ġearna, óir is maiṫ é: óir maraiḋ a
ṫróċaire go siorruiḋe.
35. Agus abruiḋ siḃsi, sáor sinn,
a Dhé ar slánuiġṫe, agus cruinniġ a
bfoċair a ċéile sinn, agus sáor sinn ar
na geintiḃ, ionnus go ttiubram buiḋeċus
dot ainm naomṫa, agus go ndénam
glóir ann do moladh.
36. Go mad beannaiġ an Tiġearna
Dia Israel a sáoġal na sáoġal: agus
Deut. 27. 15. a duḃairt an * pobal uile, Amen, agus
do moladar an Tiġearna.
37. Annsin a laṫair Airce ċunnarta
an Tiġearna dfág sé Asaph agus a
ḋearḃráiṫre do miniosdralaċt ar coinne
na hAirce a ccomnuiḋe, mar diarradh
obair gaċ aon laé:
38. Agus Obed-edom agus a
ndearḃráiṫre, oċt agus trí fiċċid:
agus mar an gcéadna Obed-edom mac
Ieduṫun, agus Hosah do ḃeiṫ na
ndoirseóiriḃ:
39. Agus Sádoc an sagart, agus
a ḋearḃráiṫre na sagairt, ar agaidh
ṫabernacuil an Tiġearna annsa náit
áird do bí an Gibeon,
40. Do ioḋbairt osrála loisge don
Tiġearna, air altóir na hosrála loisge
a ccomnuiḋe maidin agus tráṫóna:
agus do ḋénaṁ gaċ neiṫe dá bfuil
scriobṫa a ndliġeaḋ an Tiġearna, noċ
do aiṫin sé Disrael.
41. Agus Heman agus Ieduṫun
maille leó, agus an ċuid oile do to-
ġaḋ, noċ do foillsiuġaḋ le na nanma-
nnaiḃ, do ṫabairt buiḋeċais don Tiġear-
na, do bríġ go maraiḋ a ṫróċaire go
bráth.
42. Agus ag Hēman agus Iedu-
ṫan do bádar stuic, agus Cimbail,
don lusd do ḋénaḋ fuaim, agus adba-
ḋa ciuil Dé, agus [ dob iad ] mic Ie-
duṫun na doirseóiriġ.
43. Agus do imṫiġ an pobal
uile gaċ áon dá tiġ féin, agus dfill
Dáiḃi do bheannughadh a thighe
féin.

---

## caib. 17.


Noir * tárla, mar do bí 2 Sam. 7. 1. &c.
Dáiḃi na suiḋe iona tigh,
go nduḃairt Dáiḃi re Ná-
tan an fáigh, feuċ atáim-
si am ċomnuiḋe a ttigh do
ċédar, aċt atá Airc ċunnarta an Ti-
ghearna taoḃ re cuirtiniḃ.
2. Annsin a duḃairt Nátan re Dáiḃi,
dēna gaċ ni dá bfuil ad ṁeanmuin: óir
atá Dia leat.
3. Agus tárla a noiḋċe sin féin,
go

go ttáinic briaṫar Dé ċum Nátan, ġa ráḋ,

4. Imṫiġ, agus innis do Dháibi mo ṡerḃḟoġantuigh, is marso a deir an Tighearna, ni ḋéana tú tiġ ḋamsa do ċomhnuighe ann.

5. Oir níor ċomnuigh misi a ttiġ ón ló fá ttug mé Israel a nios gus a niugh, aċt ag imṫeaċt ó lóistin go lóistin, agus ón ttabernacuil go ċéile.

6. Gioḋ bé ball ar ṡiubail mé lé hIsrael, nar labair mé an focal ré háoinbreiṫiom Disrael (noċ dar aiṫin mé mo ṗobal do beaṫuġaḋ) ġa ráḋ, cred fa nach ndéarnabhair tigh céadar ḋam?

7. Anois ar a nadḃarsin is marso a ḋéara tú rem ṡerḃḟoġantuigh Dáibi, is marso a deir Tighearna na slógh, do ṫóg misi tú ón mánruigh, ó leanmhuin na ccáorać, ċor go mbeiṫeá ad uaṡarán ós cionn mo ṗobail Israel.

8. Agus do bí mé maille leat ann gaċ uile ball ar ghab tú, agus do ghearr mé ṫríoṫa do naimde uile roṁad, agus do riñe mé ainm ḋiot cosṁuil ré ainm na ndáoine móra atá ar an ttalaṁ.

9. Mar an gcéadna, oirdeoċuiḋ mé áit dom ṗobal Israel, agus plainndeoċuiḋ mé iad, agus áitreabhuiḋ iona náit féin, agus ni ċorroċtar nios mó iad, ni mó ḋibeoruiḋ clann na gciontach iad nios mó: (do nós na ccéad aimsire,

10. Agus ó a nam ar aiṫin misi breiṫeaṁuin do beiṫ ós cionn mo ṗobail Israel) tuilleaṁ fós, cláoiḋfe mé do naiṁde se uile. Os a ċionnsin innsim ḋuit, go ccuirfe an Tiġearna tiġ suas ḋuitsi.

11. Agus tiucfaiḋ a ccriċ, a nuair ċaiṫfiġṫear do laéṫesi, a ccaiṫfiḋ tusa dul a bfoċair haiṫreaḋ, go ttóigfe misi do ṡlioċt suas ad ḋiaiġ, noċ bias dot ṁacaibsi, agus daingneoċaiḋ mé a ríoġaċt.

12. Do ḋéana seision tiġ ḋamsa, agus daingneoċaiḋ misi a ċaṫaoir ríoġa go bráṫ.

13 * Biaiḋ mé am aṫair aige, * 2 Sam. 7. 14.
agus biaiḋ seision na ṁac agamsa, agus ni bearra mé mo ṫrócaire uaḋ, mar rug mé ón té do bi roṁadsa.

14. Aċt suiġeoċa mé ann mo ṫiġ é, agus ann mo ríoġaċt go bráth, agus daingneoċtar a ċaṫaóir ríoġa go síorruiḋe.

15. Do réir na mbriaṫarso uile, agus do réir na fise so uile, is amluiġ sin do labair Nátan re Dáibhi.

16. Agus ṫáinic Dáibi Riġ, agus do ṡuiġ sé as coiṁne an Tiġearna, agus a dubairt sé, cia misi, a Thiġearna Dia? cred é mo tiġ as a ttug tusa ċum na ceime so mé?

17. Agus gideaḋ bá beag so ad ṡuilibsi, a Dhé; óir do labair tú mar an gcéadna ar ṫiġ do ṡerḃḟoġantuiġ aimsir ḟada ré teaċt, agus ṫug tú meas orṁsa do réir staide duine ċumasuiġ, a Thiġearna Dia.

18. Cred fós ḋéadas Dáibi do ráḋ riot nios mó, arson onóra do ṡerḃḟoġantuigh? óir atá fios do ṡerḃḟoġantuigh agad.

19. A Thighearna, arson do ṡerḃḟoghantuigh, agus réir do ṫola fein do riñe tú an ṁórḋasso, a bfoillsiughaḋ na neiṫeann mórso uile.

20. A Thighearna, ni bfuil áon is cosṁuil riotsa, agus ni bfuil Dia ar biṫ aċt tú, do réir a nuile neiṫe dá ccúalamar len ccluasaib.

21. Agus cia aoinċineaḋ ar an ndoṁan atá cosṁuil re do ṗobal Israel, noċ a ndeaċuiḋ Dia dá bfúasglaḋ, dá mbeiṫ na bpobal aige féin, do ḋéanaṁ anma mórḋasa agus úaṫbáis ḋiotsa, le ḋibirt ċineaḋaċ amaċ roiṁe do ṗobal, noċ dfúasgail tú as an Negipt.

22. Oir do riñe tú do ṗobal fein dot ṗobal Israel go bráṫ, agus atá tusa, a Thighearna, ad Dhia ḋóib.

23. Ar a nadḃarsin a nois, a Thiġearna, daingnighthear go bráṫ an ni a ḋubairt tú a ttaóib do ṡerḃísigh,

agus

agus a ttáoib a tighe, agus dėna mar a dubairt tú.

24. Daingnigter é céadna, ċor go mórḟuigter hainmsi go bráth, ga ráḋ, Tiġerna no slóġ Dia Israel is Dia Disrael é: agus daingnigter tiġ Ḋáibi do ṡerbḟoġantuiġ ad láṫair.

25. Oir dfoilliġ, tusa ó mo Dhia, dot ṡerbḟoġantuiġ, go ttóigfeá tiġ dó: uime sin fuáir do ṡerbḟoġantuiġ iona ċroiḋe urnaiġ do ḋénam ad laṫair.

26. Agus a nois, a Thiġerna, is tú Dia, agus do ġeall tú an maiṫis dot ṡerbḟoġantuiġ:

27. Anois ar a naḋbarsin go maḋ toil leat tiġ do ṡerbḟoġantuiġ do beannuġaḋ, ċor go mbiaiḋ as do ċoiṁe go bráṫ: óir beannuiġe tusa, a Thiġerna, agus biaiḋsin beannuiġ go bráṫ.

---

## CAIB. 18.



*1 Sam. 8. 1. &c.

ANois tárla na ḋiaiġ so* gur ḃuail Dáibi na Philistinig, agus gur ċláoiḋ sé iad, agus do ben Gát agus a bailte amaċ as láimna bhPhilistineċ,

2. Agus do ḃuail sé Moab, agus do ġéilliodar na Móabitiġ mar serbisiġ dó, ag tabairt tiodlaice leó.

3. Agus do ḃuail Dáibi Hadareser Riġ Sóbah go nuige Hamat, mar do ċuaiḋ sé do ḋaingniuġaḋ a tiġernuis láim re habhainn Euphrátes.

4. Agus rug Dáibi míle carbad uaḋ, agus seaċt míle marcach, agus fiċe míle coisiġ: do ġearr Dáibi fós sriontaiġ eaċ na ccarbad uile, aċ do ċáomuin sé céad carbad díob.

5. Agus a nuair tangadar Sirianuiġ Dhamascus do ċongnam lé Hadareser Riġ Sóbah, do marḃ Dáibi do na Sirianaċaib dá míle fiċiod fear.

6. Ann sin do ċuir Dáibi garrisún an Damascus na Siria, agus do ġéilliodar na Sirianuiġ mar ṡerbisiġ do Dháibi, ag tabairt tiodlaice leó: mar so do ċoiméd an Tiġerna Dáibi an gaċ áit a ndeaċaiḋ sé.

7. Agus do tóg Dáibi na sciata óir do bí ag serbḟoġantuiḃ Hadareser, agus tug go Hierusalem iad.

8. Mar an gcéadna ó Thibat agus ó Chun, caitreaca Hadareser, tug Dáibi iomarcuiġ prais, dá ndearna * Solam an ḟairge pháis, agus na Piléir, agus na soitiġe prais. * 1 Riogh. 7. 23. 2 Croin. 4, 15.

9. Anois a nuair do ċualuiḋ Tou Riġ Hamat mar do ḃuail Dáibi go hiomlán sluáġ Hadareser Riġ Sóbah:

10. Do ċuir sé Hadóram a mac gus an Riġ Dáibi da fiafruiġ cionnus do bí sé, agus do beannuġaḋ dó, do ċionn mar do troiḋ sé a nagaiḋ Hadareser, agus mar do buail sé é, (óir do bí cogaḋ ag Hadareser re Tou) agus gach uile sórt soiteach óir agus airgid, agus prais leis.

11. Do ċoisrig Dáibi Riġ iad sin mar an ccéadna don Tiġerna maille ris a nór agus ris a nairgiod tug sé as na crioċaibsa uile, ó Edom agus ó Mhóab, agus ó ċloinn Ammon, agus ó na Philistinib, agus Amalec.

12. Os a ċionn sin do marḃ Abisai mac Seruiah do na Hedomiteaċaib oċt míle déag a ngleann an tsalainn.

13. Agus do ċuir sé garrisún an Edom, agus do ġéilliodar na Hedomitiġ uile na serbiseaċaib do Dháibi: mar so do ċoiméd an Tiġerna Dáibi an gach uile ball ar ġab sé.

14. Mar sin do bí Dáibi na Riġ ós cionn Israel uile, agus do rinne sé breiteamhnus, agus ceart idir a pobal uile.

15. Agus do bí Ioab mac Seruiah ós cionn an tsluáiġ; agus Iehosaphat mac Ahilud na ċroinicéoir.

16. Agus Sádoc mac Ahitub

agus

agus Abimelech mac Abiatar na sagartaib, agus Sausa na scribneóir.

17. Agus do bi Benaiah mac Iehoiada ós cionn na Cceretiteċ agus na bpeletiteċ: agus dob iad mic Dháibi buḋ oirḋearca gac a táoḃ don Riġ.

## Caib. 19.

* 2 Sam. 10. 1. &c.



Nois tárla * na diaiġ so go bfuáir Nahas Righ ċloinne Ammon bás, agus gur rioġaiġ a mac iona áit.

2. Agus a dubairt Dáibi, foillseoċaiḋ mé muinntearḋas do Hánun mac Nahas, do bríġ gur taisbéin a aṫair muinntearḋas dam. Agus do ċuir Dáibi teaċta dá comfurtaċ do ṫaoḃ a aṫar: mar sin ṫangadar muinntir Dháibi go tír ċloinne Ammon go Hánun dá ċomfurtaċ.

3. Acht a dubradar prionnsada ċloinne Ammon re Hánun, an sáoilionn tusa go bfuil onóir ag Dáibi dot aṫair, as an ċuir sé lucht comfurtaċta ċugadsa? nac do ṡrionad ṫangadar a ṡeirbisiġ ċugad, agus do milleaḋ agus do braṫ na tíre.

4. Uime sin do ġlac Hánun muinntir Dáibi, agus do bearr sé iad, agus do ġearr sé a néaduiġ díob iona lár, ós cionn a más, agus do ċuir ar siubal iad.

5. Ann sin do ċúadar dáoine áiriġ, ⁊ do innseadar do Dháibi mar do rinneaḋ re na muinntir; agus do ċuir seision dáoine na ccoinne (óir do bi náire mór ar na fearaiḃ) agus a dubairt an Riġ, fanaiḋ ann Iericho, nó go bfásaiḋ bur bféasóga, agus annsin filliḋ.

6. Agus an tan do ċonncadar clann Ammon go ndearnadar iad féin fúaṫmar ag Dáibi, do ċuir Hánun agus clann Ammon míle tallann airgid dfostóġ carbad agus marcṡlúaġ dóibh as Mesopotamia, agus as Siria Maachah, agus as Sóbah.

7. Marsin do fostóiġeadar dó air ṫriocad míle carbad, agus Riġ Maachah gon a muinntir, noċ ṫáinic, agus do ṡuiġeadar a slúaġ as coinne Medeba, agus do ċruinniġeadar clann Ammon iad féin a bhfoċair a ċéile ó na ccaiṫreaċaibh, agus ṫangadar ċum caṫa.

8. Agus an tan do cúalaiḋ Dáibhi sin, do ċuir sé Ioab, agus slúaġ na ndáoine neartmar uile uaḋ.

9. Agus ṫangadar clann Ammon amach, agus do ċuireadar an caṫ a nórduġaḋ as coinne geata na caiṫreaċ: as na Riġṫe ṫáinic do bhádar leó féin san macaire.

10. Anois an tan do ċonnairc Ioab gur ṡuiġeadar na ċoinne an caṫ roimhe agus na diaiġ, do ṫoġ sé amaċ as roiġnibh Israel uile, agus do ċuir sé a nórduġaḋ iad a naġaiḋ na Siriánach.

11. Agus ṫug sé an ċuiḋ oile do na dáoinibh a láimh Abisai a ḋearbhraṫar, agus do ċuireadar iad féin a nórduġaḋ a naġaiḋ ċloinne Ammon.

12. Agus a dubairt seision, má bhid na Siriannaiġ ro láidir damsa, annsin ċuideoċa tusa liom; as ma bhid clann Ammon ro láidir dhuitsi, annsin ċuideoċa misi leat.

13. Bidh curata, agus foillsiġiom sinn féin go fearamhuil ar son ar ndáoine, agus ar son caiṫreaċa ar nDé; agus dénaḋ an Tiġearna an ni is ferr ċitear dó féin.

14. Agus do ḋruid Ioab, agus na daoine do bhi iona foċair as coinne na Sirianach, ċum caṫa: agus do ṫeiṫeadarsan roimhe.

15. Agus an tan do ċoncadar clann Ammon gur ṫeiṫeadar na Siriannaiġ, do teiṫeadar féin mar an ccédna

roimhe

roiṁe Abisai a ḋerbraṫair, agus do
ċúadar a stech don ċaṫraiġ. Ann-
sin ṫáinic Ioab go Hierusalem.
16. Agus an tan do ċonncadar na
Siriannaiġ gur buáileaḋ le Hisrael iad,
do ċuireadar teaċta uata, agus do
ṫángadar amaċ na Siriannaiġ do bi
táoḃ ṫall don naḃuinn; agus Sóphach
caiptin slóiġ Hadareser rompa.
17. Agus do hinnseaḋ sin do Ḋhái-
bi, agus do ċruinniġ sé Israel uile,
agus do ċuáiḋ sé tar Iordan anonn,
agus ṫáinic orra, agus do ċuir sé
[an caṫ] a nórduġaḋ na naġaiḋ:
marsin a nuáir do ċuir Dáibi an caṫ
a nórduġaḋ a naġaiḋ na Sirianaċ
do ṫroideadar ris.
18. Acht do ṫeiṫeadar na Sirian-
naiġ roiṁe Israel, agus do ṁarbh
Dáibi do na Sirianaċaib seaċt míle
fear, noch do ṫroid a ccarbadaiḃ,
agus dá ḟiċċiod míle coisiġ: agus
do ṁarb sé Sóphach caiptin an tsloiġ.
19. Agus an tan do ċonncadar
muinntir Hadareser gur buaileaḋ
iad féin roiṁe Israel, do rinneadar
síoṫċáin ré Dáibi, agus do ġéillio-
dar na seirbiseaċaib dó: agus níor
ċuidiġeadar na Siriannaiġ níos mó ré
cloinn Ammon.

---

CAIB. 20.

* 1 Sam. 11. 1.

Gus * tárla ar ccaiṫeamh
na bliadna, annsa nam a
ttiaġaid Riġte amach,
go rug Ioab leis neart an
tsloiġ, agus gur ḟásaiġ tír ċloinne
Ammon, agus ṫáinic sé, agus do
ċuir a forlungport a Rabbah (as
dfan Dáibi ann Ierusalem,) agus do
buáil Ioab Rabbah, agus do sgrios
sé í.
2. Agus do ḃean * Dáibi coróin — * 2 Sam. 12. 30.
a Riġ da ċionn, agus fuáir gur
ċoiṁṫromaiġ sí tallann óir, agus do
bádar cloċa búada innte, agus do
cuireaḋ ar ċeann Ḋháibi í, agus ṫug sé
mar an gcédna mórán oile ldála as
an ccaṫraiġ.
3. Agus ṫug sé amach na daóine
do bi innte, agus do ġearr sé iad le
treaḃuisgiḃ, agus le cliaṫaib foir-
siġe iaruinn, agus le ṫúaġaib: mar-
sin do rinne Dáibi re cloinn Ammon
uile, agus re na ccaiṫreaċaib: a-
gus dfill Dáibi, agus a ḋaoine uile
go Hierusalem.
4. Agus tárla na ḋiáiġso, * gur — * 2 Sam. 21. 18.
éiriġ cogaḋ ann Gézer ris na Phi-
listinib; annsa namsin Sibbechai, an
Hussatiteach do ṁarb sé Sippai, noċ
do ḃi do ċloinn a naiṫiġ, agus do
claóiḋeaḋ iad.
5. Agus do bi cogaḋ a rís ris
na Philistinib, agus do ṁarb Elhá-
nan mac Iair Lahmi derbraṫair Gho-
liah an Gititeach agá raiḃ crann a
ġaṫ amhuil garman ḟiġeadóra.
6. Agus a rís * fós do bi cogaḋ — * 2 Sam. 21. 20.
ann Gáṫ, áit a raiḃ óglach do ṁéid
romóir, a rabadar méir a ċos, a-
gus a lám a ceaṫair fiċċiod, a sé [ar
gaċ láim 7 cois leis]: agus fós do
buḋ mac don naiṫeach é.
7. Agus a nuáir ṫug sé a ṡlán faói
Israel, do ṁarb Ionatan ṁac Simeá
derbraṫair Ḋháibi é.
8. Don naiṫeach ó Ghát rugaḋ
iadso, agus do ṫuiteadar lé láimh
Ḋháibi, agus lé láim a ṁuinntire.

---

CAIB. 21.

Gus * do ṡeas Sátan suas — * 2 Sam. 24. 1, &c.
a naġaid Israel, 7 do bros-
tuiġ sé Dáibi ċum Israel
do ċomáireaṁ.
2. Agus a dubairt Dáibi

re Ioab agus re huachtaránuibh an pobail, Eirgidhe, áirmidh Israel ó Bheersheba go Dan: agus tugaidh a ndbhbir chugamsa, chor go mbia a fios agam.

3. Agus do fhreagair Ioab, go ndéanna an Tighearna a pobal céad uair níos mó ná atáid: acht, mo thighearna a Righ, nach iad uile serbhisigh an Tighearna? uime sin cred fa niarrann mo thighearna an nise? cred fa mbeith sé na chúis peacaidh Disrael?

4. Gidhedh do buadhuigh briathar an Righ a nagaidh Ioab: uime sin dimthigh Ioab, agus do chuaidh sé ar fed Israel, agus tháinic sé go Hierusalem.

5. Agus tug Ioab suim uimhre na ndáoine do Dháibhi, agus do bhádar do chloinn Israel uile míle do mhíltibh, agus céad míle fear, noch do tharrning cloidheamh: agus do Iúdah ceithre chéad agus trí fichid míle fear do tharrning cloideamh.

6. Acht níor áirimh sé Lebi, nó Beniamin na measc, óir do bhí briathar an Righ adhfuathmhar ag Ioab.

7. Agus do mhíothaitin an nise re Dia, uime sin do bhuail sé Israel.

* 2 Sam 24. 10. 8. Agus a dubhairt Dáibhi re Dia, * do pheacaidh mé go mór do bhrígh go ndearna mé an ní so: acht a nois, guidhim thú, cuir éccert do serbhfoghantaigh an ccúl: óir do rinne mé so go romhichéillidh.

9. Agus do labhair an Tighearna re Gad fhéachadóir Dháibhi, ga rádh,

10. Imthigh, agus innis do Dháibhi, ga rádh, is mar so a deir an Tighearna, tairgim trí neithe dhuit, beir féin rogha díobh, go ndearnainn riot é.

11. Ann sin tháinic Gad go Dáibhi, agus a dubhairt ris, is mar so a deir an Tighearna, beir do rogha,

12. Ceachtar aca, gorta trí mbliadhan, nó beith trí mí dot sgrios roimhe do naimhde (an fed bhias cloidheamh do namhad ort) nó fós cloidheamh an Tighearna trí lá, eadhon an pláigh annsa duitche, agus aingeal an Tighearna ag marbhadh an fed teórann Israel: a nois uime sin, déana comhairle, cred é an freagra bhéras misi gus an té do chuir uadh mé.

13. Agus a dubhairt Dáibhi re Gad, atáim a ccumhgach ro mhóir; tuitim anois a láimh an Tighearna, (óir is ro mhór a thrócaire) agus ná tuitim a láimh duine.

14. Mar sin do chuir an Tighearna pláigh ar Israel: agus do thuit do Israel seachtmoghad míle fear.

15. Agus do chuir Dia * aingeal go Hierusalem da sgrios: agus mar bhí sé agá léirsgrios, do chonnairc an Tighearna sin, agus dob aithreach leis an tolc, agus a dubhairt ris an naingeal do bhí ag milleadh, is lór sin, congaibh a nois do lámh; agus do sheas aingeal an Tighearna ag urlár buailte Ornan an Iebusitech. * 2. Sam. 24.16.

16. Agus do thóg Dáibhi a shúile suas, agus do chonnairc sé aingeal an Tighearna na sheasamh idir talamh agus neamh, agus cloidheamh tairngthe iona láimh ar na shíneadh amach ós cionn Ierusalem: ann sin do thuit Dáibhi agus seanóirí Israel, noch do bhí folaighthe re saicéadach do thuiteadar ar a naghthaibh.

17. Agus a dubhairt Dáibhi re Dia, nach misi do fhuagair an pobal dáireamh? is misi féin do pheacaidh, agus do rinne an tolc dá ríribh: ar na caoirighse, cred do rinnedar? guidhim thú, a Thighearna mo Dhia, bíodh do lámh orumsa agus ar thigh m'athar, acht ná bíodh ar do phobal ar a bpianadh iad.

18. Ann sin do aithin * aingeal an Tighearna do Ghad a rádh re Dáibhi, go ttiagadh Dáibhi suas, agus altóir do chur suas don Tighearna ar urlár buailte Ornan an Iebusitech. * 2 Cron. 3. 1.

19. Agus do chuaidh Dáibhi suas ar rádh Ghad, noch do labhair sé a nainm an Tighearna.

20. Agus diompóigh Ornan ar ais, agus do chonnairc sé an taingeal, agus a cheathrar mac do bhí na fochair dfolchadar iad féin: anois do bhí Ornan ag bualadh cruithneachta.

21. Agus ar tteacht do Dháibhi go Hornan, dfeach Ornan, agus do chonnairc

coṁġc sé Dáibi, agus do ċuaiḋ sé
amaċ as a nurlár buailte, agus
dumlriġ sé é féin do Dháibi lé na ġnúis
go talam.
22. Aṅsin a dubairt Dáibi re Or-
nan, deónuiġ damsa a náitsi a nur-
láir buailte, go ndéanuinn mé altóir ann
don Tiġerna: do bearadh tú dam é ar
a lánluaċ, ċor go ccoiṁeoċtar an
pláiġ ón bpobal.
23. Agus a dubairt Ornan re Dái-
bi, glac ċugad é, agus déanaḋ mo
ṫiġerna an Riġ an ni is fearr do ċi-
tear dó: féuċ do beirim dhuit na daim mar
an gcéadna ċum na hofrála loisge,
agus na surstiġe mar ċonaḋ, agus
an ċruiṫneaċt ċum na hofrála bíḋ,
bronnuim uile iad.
24. Agus a dubairt Dáibi rig re
hOrnan, ni headh, acht go deimhin ceinneoċa mé
é ꝫ a lánluaċ: óir ni ġlacfa mé an ni
is leatsa don Tiġerna, agus ni oifrfáil-
fe mé iodbairt loisge gan ċostus.
* 2 Sam. 24. 24. 25. Marsin * tug Dáibi do Ornan
ꝫ a náit, sé ċéad Secel óir a ccom-
ṫrom.
26. Agus do rinne Dáibi altóir ann
sin don Tiġerna, agus dofrail sé iod-
barta loisge, agus ofrála síoṫċána,
agus do ġoir ꝫ an tTiġerna, agus
do ḟreagair sé ó ḟlaiṫeamhnus é, maille
re teine ꝫ altóir na hiodbarta
loisge.
27. Agus dfuagair an Tiġerna don
naingeal, agus do ċuir sé a ċloiḋeamh
a steaċ arís iona ṫruaill.
28. Ann sa namsin a nuair do ċonnairc
Dáibi gur ḟreagair an Tiġerna é a
nurlár buailte Ornain an Iebusiteiġ,
ann sin do rinne sé iodbairt ann.
29. Oir do bí Tabernacul an Ti-
ġerna, noċ do rinne Maóise san bfá-
saċ, agus altóir na hofrála loisge
* 1 Righ. 3. 4. Caib. 16. 39. 2 Cron. 1. 3. sa namsin ann sa náit áird * an Gi-
beon.
30. Acht níor ḟéud Dáibhi dul da
laṫair dfiafruiġh do Dhia: óir do bhi
eagla ꝫ do bhriġh ċloiḋimh aingil an
Tighearna.

## Caib. 22.

ANsin a dubairt Dáibi, sé so
tiġ an Tiġerna Dé, agus
si so altóir ofrála loisge
Israel.
2. Agus do aiṫin Dáibi na coimi-
ṫiġ do ċruinniuġaḋ a bfoċair a ċéile,
noċ do bí a ttír Israel, agus do
ċuir sé saóir doibriuġadh ċloċ snoiġ-
te do déanam tiġe Dé.
3. Agus do sholaṫair Dáibi ioman-
cuiḋ iarrainn ċum tairngeaḋ doirseaḋ na
ngeataḋ, agus ċum na ndlúṫaḋ, agus
iomad prais gan ċomṫromuġaḋ.
4. Mar an ccéadna iomarcuiḋ cran
Cédair: óir ṫugadar na Sidonianaiġ
agus muinntir Tíor iomarcuiḋ cran
Cédar ċum Dáibi.
5. Agus a dubairt Dáibi, atá mo
ṁac * Solam óg maoṫ, agus an tiġ * Caib. 29. 1.
ċaitfiġṫear do dénam don Tiġerna is
éigin a beiṫ romóradálaċ, do ċlú, agus
do ġlóir ar feaḋ a nuile ċríoċ: [ ar a
a nadbarsin ] do deána misi anois
ullmuġaḋ na ċoiṁe: marsin do ġléus
sé go ro aċfuinneaċ roime a bás.
6. Ansin do ġoir sé ꝫ a mac Solam,
agus do ċuir dualaċ ꝫ tiġ do dénam
don Tiġerna Dia Israel.
7. Agus a dubairt Dáibi ré Solam,
a ṁic, ar son mo ċoda féin, do bí ann
inntinn tiġ do dénam danmm mo Thiġerna
Dé.
8. Acht ṫainic briaṫar an Tiġer-
na ċugam, ga rád, * do dóirt tú * Caib. 28. 3.
iomad fola, agus do rinne tú cogṫa
móra: ni deána tú tiġ dom ainmsi,
do briġ gur doirt tú iomad fola ꝫ
an ttalam ann mo radarc.
9. Féuch, bearṫar mac duit, noċ
bias na duine suáimneaċ, agus do béara
misi suáimneas dó ó na naimdib uile,
ann gaċ aon taob de: óir is é bus ainm
dhó Solam, agus do bhéara mé

ṡioṫċáin, agus suáimhneas d'Israel
re na linn.
2. Sam. 7. 13. 10. Do ḋéana sé * tiġ dom ainmsi,
agus biaiḋ sé na ṁac agamsa, a-
gus misi am ṁaṫair aigesion, agus
daingneóċaiḋ mé caṫaóir a ríoġaċta
ós cionn Israel go bráth.
11. Anois, a ṁic, go raiḃ an Ti-
ġearna maille leat, agus téiġ ar haġaiḋ,
agus cuir tiġ do Thiġearna Dé súas,
mar do laḃair sé dot ṫaóiḃ.
12. Amáin go ttuga an Tiġearna
eagna agus tuigsi ḋuit, agus go
ttuga ḋuit cúram a ttaoiḃ Israel,
le ccoiṁéadfa tú dliġeaḋ do Thiġear-
na Dé.
13. Ann sin éireoċaiḋ sonus ḋuit, má
ṫúgann tú aire do ċoiṁlíonaḋ na reaċta,
agus na mbreiṫeamhnus, noċ do ċuir an
Tiġearna dualach ar Mhaoise a
ttaoḃ Israel: bi láidir, agus bíodh
meisneach maiṫ agad, ná himeagluiġ,
agus na húaimhniġṫear ṫú.
14. Anois féuch, ann mo ṫrioḃ-
lóid do ġléus misi a ccoinne ṫiġe
an Tiġearna céud míle tallann óir,
agus míle míle tallann airgid, agus do
Ver. 3. ṗrás agus diarann gan * áireaṁ:
(óir atá sé ro líonṁar) do ġléus mé
mar an ccéadna adhmad agus cloċa,
agus féudaiġ tusa cur na cceann.
15. Tuilleaḋ ele [atáid] lucht oibre
agad go hiomadaṁuil, snoiġeadóiriġ,
agus saóir ċloċ, agus ċrainn, agus
iad uile glic ċum gach uile sórt
oibre.
16. An tór, agus an tairgiod,
agus an prás, agus an tiarán, ni
héidir a náireaṁ; éiriġ súas, agus
déana romad, agus go raiḃ an Tiġ-
earna maille leat.
17. Do aiṫin Dáiḃi mar an ccéad-
na do ṗrionnsaḋuiḃ Israel uile, cuidiu-
ġaḋ le na ṁac Solam, [ġa ráḋ]
18. Nach bfuil bur tTiġearna Dia
maille riḃ? agus naċ ttug sé suáim-
neas daóiḃ ar gach táoḃ? óir ṫug sé
dúṫċusaiġ na tíre am láiṁse, agus
do gabaḋ an dúiṫċe a laṫair an Ti-
ġearna, agus a laṫair a ṗobail.

19. Anois socruiġiḋ bur ccroiḋṫe,
agus bur nanam diarruiḋh bur tTiġ-
earna Dé; éiriġiḋ ar a naḋbarsin,
agus ullmhuiġiḋ Sanctóir an Tiġear-
na Dé do ṫabairt áirce ċunnarta an
Tiġearna, agus soiṫeach náoṁṫa Dé,
don tiġ do ḋéantar dainm an Tiġear-
na.

## CAIB. 23.



AN sin * a núair do bí Dáiḃi Caib. 28. 5.
áosta, agus lán do láe-
ṫiḃ, do riṅne sé Riġ dá
ṁac Solam ós cionn Israel.
2. Agus do ċruinniġ sé prionnsa-
ḋa Israel uile a ccionn a ċéile mail-
le ris na Sagartaiḃ, agus ris na
Lebitiḃ.
3. Anois do háiriṁeaḋ na Lebitiḃ,
ó aóis * ṫríoċad bliaḋan, agus Uibhr. 4. 3.
ós a ċionn: agus ba í a nuiṁir do réir
a cceann duine ar ḋuine, tríoċad agus
oċt míle.
4. Do bí dioḃ sin ceiṫre ṁíle fiṫ-
ċiod fear re haġaiḋ oibre ṫiġe an
Tiġearna do ċur ar a haġaiḋ, agus
sé ṁíle na noifigeaċaiḃ, agus na
mbreiṫeaṁnuiḃ.
5. Os a ċionn sin [do báḋar]
ceiṫre ṁíle na ndoirseóiriḃ, agus
ceiṫre ṁíle re ṁolaḋ an Tiġearna
ris na haḋbaġaiḃ ciuil do riṅne misi
[ar sa Dáiḃi] do ṁolaḋ Dé.
6. Agus do roinn * Dáiḃi iad na Exod. 6. 16.
sealaiḃ idir ṁacaiḃ Lebi, dar bainm
Gerson, Cohat, agus Merári.
7. Do na * Gersoniteaċaiḃ, Laa- Caib. 26. 21.
dan, agus Simei.
8. Mic Laadan; Iehiel a cceann,
agus Setam, agus Ioel, triur.
9. Mic Shimei; Selomit, agus Ha-
siel, agus Haran, triur: dob iadso
cinn aiṫreach Laadan.
10. Agus mic Shimei: Iahat, Si-
na,

na, agus leus, agus Beriah: dob
iad a naithreacas mic Shimei.
11. Agus dob é Iahat an ceann,
agus Sisa an dara: acht ni raibh mó-
rán mac ag Ieus nó ag Beriah:
uime sin do bádar a náireamh amáin
do réir tighe a naithreadh.
12. Mic Chohat; Amram, Is-
sar, Hebron, agus Ussiel, ceathrar.
*Exod. 6.20. 13. Mic * Amram; Aaron, agus
*Exod. 1.28. Babhr. 5. 4. Maóise: agus do dealuigheadh * Aaron
do beannughadh na neitheadh ro náomhtha,
é féin, agus a mic go brách, do
losgadh túise as coinne an Tighearna
do fhriotholamh dó, agus do bheannughadh
iona ainm go brách.
*Exod. 2. 22. 14. * Anois Maóise óglach Dé,
do hainmnigheadh a mic a ttaoibh Lébi.
*Exod. 18. 3, 4. 15. Dob iadso mic Mhaóise,* Ger-
som, agus Elieser.
16. Do macaibh Gersom do bé Se-
buel an ceann.
17. Agus dob iad mic Elieser
* Rehabiah an ceann, agus ni raibh aón
*Caib. 26. 25. mac oile ag Elieser; ach do budh ro
iomdha mic Rehabiah.
18. Do macaibh Issar; Selomith
an ceann.
19. Do macaibh Hebron; Ieriah
an céadmhac, Amariah an dara, Ie-
hasiel an treas, agus Iecameam an
ceathramadh.
20. Do macaibh Ussiel: Michah
an céadmhac, Iessiah an dara.
21. Mic Mherári; Mahli, agus
Mussi: mic Mhahli; Eleásar, agus
Cis.
22. Agus déug Eleásar, agus
ni raibh aon mac aige, ach ingheana:
agus tugadar a ndearbhráithre, mic
Chis iad.
23. Mic Mhussi; Mahli, agus
Eder, agus Ierimoth, triúr.
*Uibhr. 10. 17. 24. Dob iadso mic * Lébi do réir
tighe a naithreadh, uasaráin na naithreadh
mar do háirmheadh iad le huibhir a nan-
mann, do réir a cceann do rinne obair
*Uibhr. 1. 3. seirbhise tighe an Tighearna ó aois *
fhichid bliadhan, agus ós a chionn.]
25. Oir a dubhairt Dáibhi, tug an
Tighearna Dia Israel suáimhneas dá
pobal, go mbadh héidir leo coimhnighe
an Ierusalem go brách.
26. Agus fós do na Lebitibh; ni
iomchoraidh siad feasda an Taberna-
cuil, ná soithighe ar bith dá mbeanann
ris chum a seirbhise.
27. Oir le briathraibh deighionacha
Dháibhi do háirmheadh na Lebitigh ó fhich-
chid bliadhan daóis, agus ós a chionn:
28. Do brigh gur bhi a noifig fei-
thiom ar chloinn Aaron ar son seirbhise
tighe an Tighearna annsna cúirtibh, a-
gus annsna seomradhaibh, agus a nomg-
lanadh a nuile neithe náomhtha, agus
oibre seirbhise tighe Dé;
29. * Eadhon a naráin taisbeanta, *Lebhit. 6.20. Caib. 9. 29.
agus an plúr fingealta do* nofráil bídh,
agus bairghiona gan loibhin, agus an
neithe do niti an sa noigheann, agus
an neithe friteailte, agus a nuile
sórt miosúir agus meud:
30. Agus do sheasamh gach ionmai-
din do thabhairt buidheachuis don Tighearna,
agus mar an ccéadna gach tráthnó-
na:
31. Agus do iodhbairt gach ionos-
rála loisge don Tighearna annsna láe-
thibh saóire, annsna réibh núadha, agus
annsna féusthaibh cinnte, a nuibhir, do
réir mar do hórduigheadh dóibh a ccom-
nuidhe a latháir an Tighearna:
32. Agus go coimhéadaidís
cúram Thabernacuil an comhchruin-
nighe, agus cúram na háite náom-
tha, agus cúram chloinne Aaron a
ndearbhráithre, a seirbhis tighe an Tigh-
earna.

## CAIB. 24.


Nois is iad so ranna * mac *Lebhit. 10. 1. 6.
Aaron: mic Aaron; Ná-
dab, agus Abihu, Eleásar,
agus Itamar.
2. Ach déug Nádab a-
gus Abihu roimhe * a nathar, agus *Uibhr. 3. 4. & 26. 61.
ni raibh clann ar bith aca; ar a nadh-
bharsin sé Eleásar agus Itamar do

niodh

riodh oifig an Tsagairt.

3. Agus do roinn Dáibi iad : ar-
aon Sádoc do ṁacaib Eleásar, agus
Ahimelech do ṁacaib Itamar, do
réir a noifigib ann a seirbis.

4. Agus do friṫ ni buḋ mó do ḋáoi-
nib oirḋearca do ṁacaib Eleásar ná
friṫ do macaib Itamar; agus is mar-
so do roinneḋ iad : a measg mac Elea-
sar do bádar sé fir déag toġṫa a
measg a naiṫreaḋ, agus oċtar a measg
mac Itamar, do réir tiġe a nai-
ṫreadh.

5. Marso do roinneḋ iad le cran-
ċar, gaċ aicme ḋiob uile : óir do
buḋ do ṁacaib Eleásar agus do ṁa-
caib Itamar úaċtaráin na Sanctóra,
agus úaċtaráin tiġe Dé.

6. Agus Semaiah mac Netaneel
an sgribneóir, áon do na Lebitib do
sgriob iad as coiṁe an Righ, agus na
bprionnsaḋ, agus Shadoc an sagart
agus Ahimelech mac Abiatar, agus
a laṫair ceann aiṫreaḋ na Sagart, agus
na Lebiteach: áoin priṁtigh aṁáin ar
na ġlacaḋ do Eleásar, agus tigh
do Itamar.

7. Anois táinic an céad ċrannċar
amaċ do Iehoiarib; an dara crann-
ċar do Iedaiah,

8. An treas do Harim, an ceaṫra-
ṁaḋ do Sheárim,

9. An cúigeaḋ do Malchiiah, an
seiseaḋ do Miiamin,

10. An seaċtṁaḋ do Haccos, an
* Luc. 1. 5. toċtṁaḋ do * Abiiah,

11. An náoṁaḋ do Iesua, an deic-
ṁaḋ do Shecaniah,

12. An táonṁaḋ déag do Eliasib,
an dara déag do Iaccim,

13. An treas déag do Huppah, án cea-
ṫraṁaḋ déag do Iessebeab,

14. An cúigeaḋ déag do Bhilgah,
an seiseaḋ déag do Immer,

15. An seaċtṁaḋ déag do Hesir, an
toċtṁaḋ déag do Aphses,

16. An náoṁaḋ déag do Phetah-
iah, an fiċeaḋ do Iehesceel.

17. An táonṁaḋ fiċiod do Ia-
chin, an dara fiċiod do Ghamul.

18. An treas fiċiod do Dhela-
iah, an ceaṫraṁaḋ fiċiod do Maa-
siah.

19. Dob iad so a nórduġhaḋ iona
seirbis do teaċt go tigh an Tiġearna do
réir a ngnáṫa fáoi Aáron a naṫar,
mar do aiṫin an Tiġearna Dia Israel
ḋé.

20. Agus dob iad so an ċuid oile
do ṁacaib Lebi: do macaib Amram,
Subael : do ṁacaib Subael, Iehde-
iah.

21. A ttaoib Rehabiah; do ṁacaib
Rehabiah dob é Issiah an céud [mac.]

22. Do na Issahiteaċaib; Selomot:
do macaib Shelomot; Iahat.

23. Agus mic * Hebron; Ieriah, * Caib. 23.
Amariah an dara, Iahasiel an treas, 19. & 26. 31.
Iecameam an ceaṫraṁaḋ.

24. Do macaib Ussiel; Michah:
do macaib Michah; Samir.

25. Do bé dearbraṫair Michah
Issiah: do macaib Issiah; Sechariah.

26. Dob iad mic Merári, Mahli,
agus Mussi: mic Iaasiah; Beno.

27. Mic Merári le Iaasiah; Be-
no, agus Soham, agus Seccur, agus
Ibri.

28. O Mahli táinic Eleasar, ag
naċ raib aon mac.

29. A ttaoib Chis: do bé mac Chis,
Ierahmeel.

30. Mic Mussi mar an cceadna;
Mahli, agus Ierimot: dob iad so mic
na Lebiteaċ do réir tiġṫe a nai-
ṫreaḋ.

31. Do ċaiteadarso mar an cceadna
crannċar tall as coiṁe a ndearbráiṫ-
reaċ mic Aáron a laṫair Dháibi Rig,
agus Shádoc agus Ahimelech agus
roġa aiṫreaḋ na sagart, agus na
Lebiteaċ, eadon na naiṫreach roim-
ḋearca tall as coiṁe a ndearbráiṫ-
reaċ dob óige.

dassah, dá mhacaibh agus dá dhearbhráithribh, dá fhear déag.

25. An tochtmhadh déag do Hanani, dá mhacaibh agus dá dhearbhráithribh, dá fhear déag.

26. An naomhadh déag do Mhalloti, dá mhacaibh agus dá dhearbhráithribh, dá fhear déag.

27. An fithcheadh do Eliatah, dá mhacaibh agus dá dhearbhráithribh, dá fhear déag.

28. An taonmhadh fithchiod do Hotir, dá mhacaibh agus dá dhearbhráithribh, dá fhear déag.

29. An dara fithchiod do Ghiddalti, dá mhacaibh agus dá dhearbhráithribh, dá fhear déag.

30. An treas fithchiod do Mhahasiot, dá mhacaibh agus dá dhearbhráithribh, dá fhear déag.

31. An ceathramhadh fithchiod do Romamti-eser, dá mhacaibh agus dá dhearbhráithribh, dá fhear déag.

## CAIB. 26.



Ttaobh ronna na ndoirseóiridh; do na Corhitechaibh do bhi Meshelemiah mac Córe, do mhacaibh Asaph.

2. Agus dob iad mic Mheshelemiah, Sechariah an chéidghin, Iediael an dara, Sebadiah an treas, Iatnel an ceathramhadh,

3. Elam an cúigeadh, Iehohanan an seiseadh, Elioenai an seachtmhadh.

4. Tuilleadh fós [dob iad] mic Obed-edom, Semaiah an chéidghin, Iehosabad an dara, Ioah an treas, agus Sacar an ceathramhadh, agus Netaneel an cúigeadh,

5. Ammiel an seiseadh, Issachar an seachtmhadh, Peultai an tochtmhadh: óir do bheannaigh Dia é.

6. Mar an cceadna dá mhac Semaiah rugadh mic do riaghladh ar feadh thighe a nathar; óir fá daoine cumhachta a ccródhacht iad.

7. Mic Shemaiah; Otni, agus Rephael, agus Obed, Elsabad, a rabhadar a dhearbhráithre na ndaoinibh láidre; Elihu, agus Semachia.

8. Iad so uile do mhacaibh Obed-edom: iad féin, a mic, agus a ndearbhráithre, daoine cumhachta ar neart chum na seirbhísi, dias agus tri fithchid do Obed-edom.

9. Agus do bhádar mic agus dearbhráithre ag Meshelemiah, daoine láidre, ocht bhfir déag.

10. Mar an cceadna ag Hosah do chloinn Mherari do bhádar Simri an ceann, gidh nar bhé an chéidghin é, thairis sin do rinne a athair ceann de;

11. Hilciah an dara, Tebaliah, an treas, Sechariah an ceathramhadh: mic agus dearbhráithre Hósah uile, tri fir déug.

12. Eattorra so do bhi ronna na ndoirseóiridh, eadhon a measg na ndaoine toghtha, ar mbeith faire aca ar coimhe a chéile do fhriothfholamh a ttigh an Tighearna.

13. Agus do theilgeadar crainn ar an mbeag mar an mór, do réir thighe a naithreadh ar son gach aoingheata.

14. Agus do thuit an crannchar leith soir ar Shelemiah; annsin do theilgeadar crainn ar son a mhic Sechariah (comhairleach glic) agus tháinic a chrann amach ar an ttaobh tuaigh.

15. Do Obed-edom budh dheas, agus dá mhacaibh, tigh Asuppim.

16. Do Shuppim agus do Hósa tháinic an crannchar amach leith siar maille ris an ngeata Sallechet láimh re tócar a náird, faire a naghaidh faire.

17. Táobh soir bádar seiser Lebhitech, budh thuaigh ceathrar gach laoi, budh dheas ceathrar gac lói, agus leath re Asuppim dias agus dias.

18. Ann Parbar leith siar ceathrar ag an

an tócar, agus diar ag Parbar.
19. Asiad so roña na ndoirseói-
read a measc ċloiṅe Core, agus a
measc ċloiṅe Merari.
20. Agus do na Lebitib, se Ahiah
do bi os cionn ionnmusa tiġe Dé, agus
os cionn ionnmusa na neiṫionn náomṫa.
21. A ttáob mac Laadan: mic
anGhersonitiġ Laadan, aiṫre toġṫa,
eadhon ó Laadan an Gersoniteċ tái-
mic Iehieli.
22. Mic Iehieli; Setam, agus
Ioel a dearbraṫair, noċ do bi os cionn
ionnmusa tiġe an Tiġerna.
23. Do na Hamramiteċaib, do na
Hissariteċaib, do na Hebrónitib, agus
do na Hussielitib:
24. Agus Sebuel mac Gerson mic
Mháoise, buḋ uaċtarán ós cionn na
nionnmusad:
25. Agus a dearbraiṫre tre Elie-
ser: Rehabiah a ṁac, agus Iesaiah
a ṁac sin, agus Ioram a ṁac sin,
agus Sichri a ṁac sin, agus Selo-
mit a ṁac sin.
26. Asé an Selomit sin agus a
dearbráiṫre do bi ós cionn uile ionnmusa
na neiṫeann ccoisreagṫa, noċ do tiodh-
laic Dáibi Riġ 7 tóga na naiṫreċ, 7
na Caiptiniġ ós cionn milteaḋ, agus
céd, agus Caiptiniġ an tslóiġ.
27. As na hédálaib do beanaḋ amaċ
a ccaṫaib do tiodhlaiceadar do cong-
máil tiġe an Tiġerna suas.
28. Agus an méid do tiodhlaic Sa-
muel an fáidh, agus Saul mac
Cis, agus Abner mac Ner, agus
Ioab mac Seruiah, agus gidh bé ar
bith do choisrig eiṁi, do bhi sé
fá láim Shelomit, 7 a dearbráiṫreċ.
29. Do na Hissariteċaib, Chena-
niah, agus a ṁic do bádar ċum na ngno-
ṫaib bfoirimlach ós cionn Israel, na
noifigeċaib, agus na mbreiṫeaṁnaib.
30. Agus do na Hebroniteċaibh,
Hassabiah agus a dearbraiṫre, dáoine
gaisgeamla, mile agus seaċt cceád
dIsrael do bi na noifigeċaib na measc,
don taóibse do Iordan leaṫ siar a
ngnoṫaiġ an Tiġerna uile, agus a ser-
bis an Riġ.
31. A measc na Hebroniteċh do
bi Ierias na ċeann, eadhon a measc na
Hebroniteċh do réir ginealach a aiṫ-
reaḋ. Anḋa ceaṫraċadmaḋ bliadhain do
riġe Dháibi do hiarraḋ iad, agus
frit na measc dáoine neartṁara a
nGaiscid, an Iaser ó Ghilead.
32. Agus a dearbráiṫre dáoine
gaisgeamla do bádar dá mile agus
seaċt cceád prioṁaṫair díob, dá ndearna
Dáibi Riġ uaċtarán ós cionn na Reu-
beniteċh, na Ngaditeċh, agus leaṫ-
treibe Mhanasseh ar gach áon ċúis
dar bean re Dia, agus a ngnoṫaiġib an
Riġ.

---

## Caib. 27.


Noir clann Israel do réir
a niṁbre, na prioṁaiṫre
agus caiptiniġ milteaḋ, a-
gus céud, agus a noifi-
giḋ do riṅe serbis don Riġ
a ccúis ar bit do na cúrsaiḃ, noch
tiag a steach, agus dimtigeaḋ amach
ó mí go mí ar feaḋ mios na bliadna uile,
do bi an gach áoncúrsa díob ceiṫre
mile fiċċiot.
2. Os cionn an ċéad ċúrsa na céd
miosa do bi Iassobeam, mac Sabdiel,
agus do bi iona ċúrsa sin ceiṫre mile
fiċċiot.
3. Dá do ċloinn Peres an tárdcaip-
tin ag caiptinib an tslóig ar son na
céad miosa.
4. Agus ós cionn ċúrsa an dara
mios do bi Dódai an Tahohiteċh, a-
gus fós do bé Mhicloṫ uaċtarán a ċúr-
sasan: mar an ccedna an a ċúrsa
[do bi] ceiṫre mile fiċċiot.
5. Do bé tres caiptin ag a tres
mi Benaiah mac Iehoiada árdsagart,
agus iona ċúrsasan ceiṫre mile fiċ-
ciot.

* 2 Sam, 23. 20. 22, 23. & 1 Crein. 11. 22.

6. Is é so an Benaiah, noċ do bi* neartṁar a meaſg an triocaid, agus ós cionn an triocaid: agus ann a ċursasan Ammisabad a ṁac.

7. Do bé an ceathramad caiptin ar a cceathramad mi. Asahel dearbrathair Ioab, agus Sebadiah a ṁac na diaigh: agus iona ċursasan ceithre mile fiċ-ċiot.

8. Do bé an cuigeadh caiptin ar a ccuigeadh mi Samut an Tisrahitech: agus iona ċursasan ceithre mile fiċ-ċiot.

9. Do bé an seiseadh caiptin ar a seiseadh mi, Ira mac Iccer an Tecoitec: agus iona ċursasan ceithre mile fiċ-ċiot.

10. Do bé an seaċtṁad caiptin ar a seaċtṁad mi, Heles an Pelonitech do ċloinn Ephraim: agus iona ċursasan ceithre mile fiċċiot.

11. Do bé an toċtṁad caiptin ar a noċtṁad mi, Sibbecai an Hussatitech do na Saphitecaib: agus iona ċursasan ceithre mile fiċċiot.

12. Do bé an náoṁad caiptin ar an náoṁad mi, Abiezer an Tanetotitech do na Beniamitecaib: agus iona ċursasan ceithre mile fiċċiot.

13. Do bé an deaċṁad caiptin ar a deaċṁad mi, Maharai an Netophatitech do na Saphitecaib: agus iona ċursasan ceithre mhile fiċċiot.

14. Do bé an táonṁad caiptin deag ar a náonṁad mi deag, Benaiah an Piratonitech do ċloinn Ephraim: agus iona ċursasan ceithre mile fiċċiot.

15. Do bé an dara caiptin deag ar an dara mi deag, Heldai an Netophatitech, ó Otniel: agus iona ċursasan ceithre mile fiċċiot.

16. Tuilleadh oile ós cionn treabha Israel, do bé uaċtarán na Reubenitec, Eliezer mac Sichri: na Simeonitec, Sephatiah mac Maachah:

17. Na Lebitec, Hassabiah mac Cemuel: na Naarónitec, Sadoc.

18. Do Iudah, Elihu, aon do dearbraithrib Dháibi: do Issachar Omri, mac Michael:

19. Do Shebulun, Ismaiah mac Obadiah: do Naphtali, Ierimot mac Azriel.

20. Do ċloinn Ephraim, Hoséa mac Asasiah: do leitthreib Manasseh, Ioel mac Pedaiah:

21. Do leitthreib Manasseh ann Gilead, Iddo mac Sechariah: do Bheniamin, Iaasiel mac Abner:

22. Do Dhan, Azariel mac Ieroham: ag so prionnsada treaba Israel.

23. Acht nior gab Dáibi a nuiṁir ó aois fiċċiod bliadan agus faói, do brig go ndubairt an Tigerna, go lionfad sé Israel amhail reulta nime.

24. Do tosaigh Ioab mac Seruiah ar áireaṁ,* aċt nior ċrioċnuig sé, do brig gur fás fearg trid sin a naġaid Israel; ni mó do cuireadh a nuiṁir a ccuntas ċroinice Dháibi Rig.

* 2 Sam. 24. 15. & Caib. 21. 7.

25. Agus ós cionn ionnṁusa an Rig do bi Azmabet mac Adiel: agus do bi Iehonatan mac Uzziah ós cionn tiġe an stóruis ann sna maċaiġib, ann sna caitreacaib, agus ann sna bailtib, agus ann sna caisleanaib.

26. Agus do bi Ezri mac Chelub ós cionn na muintire do rinne obair an machaire, do ṡáothruġadh na talman.

27. Agus ós cionn na bfineaṁnach do bi Simei an Ramatitech: do bhi Sabdi an Siphmitech ós cionn biṫiġ na bfineaṁnach do na soilléruib fiona.

28. Agus do bi Baal-hanam an Gederitech ós cionn na ccrann ola, agus na ccrann Sicomór, noch do bi ann sna réitib iassraca: agus do bi Ioas ós cionn soiléur na hola.

29. Agus do bi Sitrai an Saronitech ós cionn na sealbann do bi ag feur a Sáron: agus do bi Shaphat mac Adlai ós cionn na sealbann do bi sna gleantaib.

30. Os cionn na ccámall mar an ccéadna do bi Obil an Ismeelitech: agus ós cionn na nasal do bi Iehdeiah an Meronotitech.

31. Agus

31. Agus ós cionn na ttréud do bhi Iasis an Hageriteach: dob iadso uile feadhmannuighe maoine Dháibi Righ.

32. Mar an gcéadna Ionatan dearbhrathair athar Dháibi do bhi sé na chomhairlech, na dhuine críonna, agus na sgríbhneóir; agus do bhi Iehiel mac Hachmon a bhfochair mhac an Righ.

33. Agus do bé Ahitophel comhairlech an Righ, agus Hussai an Tarchitech fa companach don Righ.

34. Agus a ndiáigh Ahitophel do bhi Iehoiada mhac Benaiah, agus Abiathar; agus do bé Ioab prìomhfeidhmidh shlóigh an Righ.

---

## CAIB. 28.

Agus do chruinnigh Dáibi go Hierusalem prionnsadha Israel uile, prionnsadha na ttreabh, agus caiptinigh na ccuideachtadh do niodh miniostralacht don Righ re sealuigheas, agus caiptinigh ós cionn na mílteadh, agus caiptinigh ós cionn na ccéad, agus na feadhmannuigh ós cionn móine agus seilbhe an Righ uile agus a mhac, maille ris na hoifigeachaibh, agus ris na daoinibh curata, agus na daoine gaisgeamhla uile.

2. Ann sin do sheas Dáibi Righ súas ar a chosaibh, agus a dubhairt, éistigh riom a dhearbhraithre, agus mo phobal: ar mo shon féin, do bhi ann mo chroidhe tigh comhnuidhe do dhéanamh Dáirc chunnarta an Tighearna, agus do * chostól ar Ndé, agus do ghléas mé a ccoinne na hoibre.

*2 Sam. 7. 5. 13. 1 Rìgh. 5. 5. 1 Croin. 22. 8.

3. Acht a dubhairt Dia riom, ni dhéana tú tigh dom ainmsi, do bhrigh gur fear cogaidh thú, agus gur dhóirt tú fuil.

4. Gidheadh do thogh an Tighearna Dia Israel misi roimhe tigh mathar uile do bheith am Righ ós Israel go brath: óir do thogh sé * Iúdah do bheith na úachtarán, agus do thigh Iúdah tigh mathar-sa, agus a measc mac mathar-sa do thaitin misi ris do dhéanamh Righ díom ós cionn Israel uile.

* Gen 49. 8. 1 Sam. 16. 13. Psal. 78. 68.

5. * Agus tar mo mhacaibh uile (óir thug an Tighearna mórán mac dhamh) do thogh sé Solamh mo mhac, do shuidhe ann-sa chathaoir ríogha a ríoghachta an Tighearna ós cionn Israel.

* Caib. 23. 1.

6. Agus a dubhairt sé riomsa, do dhéana * Solamh do mhac mo thighse, agus mo chúirte: óir do thogh mé é do bheith na mhac agum, agus biáidh misi am athair aigesion.

* 2 Sam. 7. 13. 2 Croin. 1. 9.

7. Tuilleadh oile fós, daingneochuidh mé a ríoghacht go brath, má bhionn sé seasmhach a ccoimhlionadh maitheantadh, agus mo bhreitheamhnuis, mar atá a niugh.

8. Anois uime sin a radharc Israel uile, comhchruinniughadh an Tighearna, agus a néisteacht ar Ndé, coimhéaduigh agus iarruidh uile aitheanta bhur tTighearna Dé, chor go sealbhochtaoi an fearann maithsi, agus go bhfuigfidhe é mar oighreacht ag bhur ccloinn bhur ndiaigh go brath.

9. * Agus tusa, a Sholuimh a mhic, bhiodh fios Dé hathar agad, agus dhéana seirbhís dó lé croidhe iomlán, agus lé toil aontadhuigh: óir spionuidh an Tighearna na huile chroidhthe, agus tuigidh sé na huile bhreathnuighthe na smuaintighthe; * ma iarrann tú é, do gheaba tú é, acht má thréigionn tú é, teilgfidh sé úadh thú go brath.

* 1 Sam. 16. 7. Psal. 139. 2. & 7. 9. Jer. 11. 20. & 17. 10. & 20. 12.

* 2 Croin. 15. 2.

10. Bi ar do choimhéad anois: óir do thogh an Tighearna thú do dhéanadh tighe don tsanctóir: bi láidir, agus déana é.

11. Ann sin thug Dáibi do Sholamh a mhac eisiomláir an póirse, agus a thighthe, agus a thighe ionnmhuis, agus a sheomradh úachtarach, agus a phárlús do bhfaide a steach, agus áite na cathaoire tróchaire,

12. Agus eisiomláir na huile neithe dá bhfuáir ón spioradh, chúirteann tighe

an Tighearna, agus na seomradha timchioll fá ccuáirt, agus ionmhusa tighe Dé, agus stóruis na neitheann ccoisreagtha.

13. Mar an ccéadna do chúrsadhuibh na sagart, agus na Lebhiteach, agus don uile obair seirbhíse tighe an Tighearna, agus a nuile soitheach seirbhíse a ttigh an Tighearna.

14. Thug sé ór a ccomhtrom chum na neitheann óir; do nuile ionstruiment do nuile ghné seirbhíse: airgiod mar an gcéadna do nuile ionstrument airgid le comhtrom do nuile ionstrument dá gach uile sórt seirbhíse.

15. Eadhon comhtrom chum an choinnleóir óir, agus dá lampadhuibh, lé comhtrom do gach sinnchoinnleóir, agus dá lampadhuibh: agus do na coinnleoiribh airgid lé comhtrom, don choinnleoir mar an gcéadna, agus dá lampadhuibh, do réir úsáide gach aon choinnleora.

16. Agus lé tomhus tug sé ór chum bórd a narán taisbénta, dá gach aon bhórd, agus airgiod mar an gcéadna do na bórdaibh airgid.

17. Or fiorghlan mar an ccéadna chum na nadhal, agus chum na mbulladh, agus na ccupán, agus chum na mbáisin órdha tug sé ór tomhuste chum gach aon báisin, agus fós airgiod tomhuste chum gach aon báisin airgid.

18. Agus chum altóra na tuise ór aithleaghta lé tomhas, agus ór chum eisiomlára charbuid na * Cherubineach, noch do leathnuig amach a sciatháin, agus dfolchadar áirc chunnarta an Tighearna.

*1 Sam. 4. 4. 1 Riogh. 6. 23. &c.

19. Iadsoin re chéile [arsa Dáibhi] do mhúin an Tighearna damhsa a sgríobhadh re na láimh orumsa, eadhon uile oibreacha na heisiomláiresi.

20. Agus a dubhairt Dáibhi re Solamh a mhac, bi láidir, agus bíodh meisneach maith agad, agus déna é; ná bíodh eagla ort, agus na bi anbhuáineach: óir biaidh an Tighearna Dia, eadhon mo Dhiasa leat, ni failleochuidh sé ort, ni mó tréigfe sé thú nó go ccríochnuighe thú a nuile obair chum seirbhíse tighe an Tighearna.

21. Agus féuch cúrsadha na sagart, agus na Lebhiteach, chum uile seirbhíse tighe Dé, agus béid agadsa chum gach uile sórt oibre, gach sinnduine umhal glic do gach gné seirbhíse; béid na prionnsadha fós, agus an pobal uile ar do chomhairle go hiomlán.

## Caib. 29.

TUilleamh oile a dubhairt Dáibhi Rígh ris an ccomhthionól uile, mo mhac Solamh, amháin, noch do thogh Dia, atá sé fós * óg agus maoth, agus atá a nobair mór: óir ni do dhuine atá an pálás, acht don Tighearna Dia.

2. Anois do ghlacas mise óm uile neart a ccoimhe tighe mo Dhé, an tór a ccoimhe na neitheann óir, agus an tairgiod a ccoimhe na neitheann airgid, agus an prás a ccoimhe na neitheann práis, an tiarann a ccoimhe na neitheann iaraind, agus an tadhmad a ccoimhe na neitheann adhmaid, cloca Onix, agus cloca crui, cloca loinnearda, agus iolbhathach, agus a nuile sórt cloch uasal, agus cloca marmuir go lór.

3. Tuilleadh fós, do bhrígh gur chuir mé mo dhúil a ttigh mo Dhé, atá agum dom sheilbh dílis féin dór agus dairgiod, noch do bhronn mé do thigh mo Dhé ós cionn ar ghlacas mé uile a ccoimhe an tighe naomhtha,

4. Eadhon trí míle tallann óir, dór * Ophir, agus seacht míle tallann airgid aithleaghtha, dfolach balladh na ttigheadh.

* 1 Riogh. 9. 28.

5. An tór chum na neitheann óir, agus an tairgiod chum na neitheann airgid, agus chum gach uile sórt oibre re láimh na bhfear ceirde. Agus cia anois atá ullamh do choisreagadh a

seir-

seirbhise a niugh don Tighearna.
6. An sin do offráladar go toile-
ṁuil cinn na naithreaċ, agus prionnsada
ṫreaḃ Israel, agus caiptinig na mil-
teaḋ, agus na ceud, maille re húasa-
ránuiḃ oibre an Riġ.
7. Agus ṫugadar ċum seirbise
ṫiġe Dé cúig mile tallann óir, agus
deiċ mile dramma; agus deiċ mile
tallann airgid, agus ocht mile deug
tallann ṗrais, agus ceud mile tallann
iarainn.
8. Agus an drong ag ár frith
clocha mórluaiġ, do ċuireadar a ttion-
ṁus ṫiġe an Tighearna iad, le láim
Iehiel an Gersoniteaċ.
9. Ann sin do ġáirdiġ an pobal
do ḃriġ gur offráladar go haonta-
ḋaċ lé croiḋe iomlán don Tiġearna:
agus do ġáirdiġ Dáibi Riġ mar an
gceudna le lúaṫġáir ṁóir.
10. Uime sin do ḃeannuiġ Dáibi an
Tiġearna a laṫair an ċomċruinniġ uile,
agus a dubhairt Dáibi, Go mad beannuiġ
ṫú a Thiġearna Dia Israel ar na-
ṫar go saoġal na saoġal.
11. As leatsa, a Thiġearna, an
mhórdaċt, agus na cumhaċta, agus an
buaiḋ, agus an ríoġamhlaċt; óir is
leat a nuile ni da bfuil ar neaṁ, agus
* Math. 6. 13. 1 Tim. 1. 17 Taisbein. 5. 13. air talamh: as leat an * ríoġaċt, a
Thiġearna, agus atá tú ar hárdu-
ġaḋ mar ċeann ós cionn a nuile ni.
12. As uáitsi ṫig saiḋbrios ar
aon, agus onóir, agus atá tú ad
Riġ ós cionn a nuile, agus ann do láimh
atá cumhaċta, agus neart, agus is
ann do láimh atá mór do ḋéanamh, agus
neart do ṫabhairt don nuile.
13. Anois ar a naḋbharsin ar nDia,
beirmid buiḋeaċus riot, agus molmaoid
hainm glórmhar.
14. Acht cia misi, agus creud iad
mo ḋaoine, as a mbiaḋ ionnuinn offráil
an comhṫoilteanaċ so air an modhsa?
óir is uáitse thig gach uile ni, a-
gus dot ċuid féin thugamar duit.
15. Oir is coimhitiġ sinn ad fiaġ-
nuise, agus luċt cuarta sinn, mar do
ḃádar ar naithre uile: atáid ar
* láeṫe ar an ttalamh amhuil scáile, * Psal. 39. 12 & 90. 9. Eabhr. 11. 13. 1 Pead. 2. 11.
agus nać bfuil fuireach.
16. O a Thiġearna ar nDia, an stór-
sa uile do ġléasamar do ḋéanamh tiġe
duitsi dot ainm náomhṫa, as do láimh
féin ṫig sé, agus is leat féin é
uile.
17. Atá a fios agam mar an gceud-
na, ó mo Dhia, go * bfeuċann tusa an * Caib. 28. 9 * 1 Sam. 16 7.
croiḋe, agus go bfuil sólás agad
annsa bfirinntaċt: ar mo sonnsa a ttion-
racus mo ċroiḋe doffráil mé na neiṫe-
si uile go toileaṁuil: agus do
ċonnairc mé anois maille re gáirdeaċus
do ṗobal, noċ atá a laṫair annso,
ag offráil go toileaṁuil duitsi.
18. O a Thiġearna Dia Abraham,
Isaac, agus Israel ar naiṫrene,
cumduiġ so go brát a mbreaṫnuġadh
smuáintiġṫe ċroiḋe do ṗobail, agus
ulluimhuiġ a ccroiḋe duit féin.
19. Agus tabhair dom ṁac Solaṁ
croiḋe iomlán do ċoimheud haiṫeantaḋ,
ṫfiaġnuiseaḋ, agus do reaċta, agus
do ḋéanaṁ na neiṫionnso uile, agus
do ċur an ṗálais súas, a ccoiṁne a
ndearna misi solaṫar.
20. Agus a dubhairt Dáibi ris an
ccomċruinniuġaḋ uile, anois molaidh
bur tTiġearna Dia. Agus do ḃeannuiġ
an comċruinniuġaḋ uile an Tiġearna
Dia a naiṫreaḋ, agus do ċromadar
a ccinn síos, agus do onóruiġeadar
an Tiġearna, agus an Riġ.
21. Agus do offráladar ioḋbar-
ṫa don Tiġearna, agus do ioḋbra-
dar offráil loisge don Tiġearna ar
na ṁárach déis an laói sin, eadhon
mile dam, mile reiṫe, agus mile úan,
maille re na noffráluiḃ diġe, agus
ioḋbarṫa ar son Israel uile.
22. Agus a dúadar, agus diḃea-
dar as coiṁne an Tiġearna an lásin
maille re gáirdeaċus mór, agus do
ríoġadar Riġ do Sholaṁ ṁac Dáibi
an dara huáir, agus do * ungadar * 1 Riogh. 1. 39.
é don Tiġearna ċum beiṫ na árduáċta-
rán, agus Sádoc ċum beiṫ na Shagart.
23. Ann sin do suiġ Solaṁ a cca-
ṫaóir an Tiġearna na Riġ a náit Dháibi

a

a aṫar, agus ṫáinic sé ar a aġaiḋ,
agus duṁluiġ Israel uile dó.
24. Agus duṁluiġeadar na prionn-
saḋa, agus na daoine cumasacha
uile, agus fós uile ṁic Ḋháibi Riġ
iad féin don Riġ Solaṁ.
25. Agus do ṁhéuduiġ an Tiġer-
na Solaṁh go hanṁhór a raḋarc Is-
rael uile, agus do * ḃronn sé dhó
a leiṫéid sin do ríoġaṁhlas, nać raiḃ
um ḟinriġ roiṁhe a Nisrael.
26. Mar so fa Riġ Dáibi ṁhac
Iesse ós cionn Israel uile.
27. Agus buḋ ceaṫraċad bliaḋan
aimsir a riġe ós Israel; seaċd mbliaḋna
do bí sé na Riġ ann Hebron, ⁊ trí bliaḋ-
na ar ṫriocad a riġe ann Ierusalem.
Agus déug sé a naois ṁhaiṫ ḟoir-
fe, lán do laeṫib, do saiḋbrios, a-
gus donóir: agus do ḃi Solaṁh na
Riġ iona áit.
28. Anois gníoṁha Ḋháibi Riġ ó
ṫús go deireaḋh, féuċ a táid scrioḃṫa
a leaḃar Shamuel an feuċadóir, agus
a leaḃar Nátan an fáiġ, agus a le-
ḃar Ghad an feuċadóir,
29. Maille re na riġe uile, agus
re na ċuṁas, agus a naimsir do ċuaiḋ
ṫairis, agus ṫar Israel, agus ṫar a
nuile ríoġas na ttíorṫad.

* 1 Riogh. 3. 13. 2 Croin. 1. 12. Eccles. 2. 9.

# AN DARA LEABHAR DO NA CROINICIBH.

## CAIB. I.

Agus do neartuiġedh Solamh
mhac Dáibi iona ríoġachd,
* agus do bí a Thiġer-   *1 Riogh. 2.
na Dia maille ris, a-   46.
gus do mhēuduiġ sé é go
hiomarcach.
2. Ann sin do labhair Solamh re His-
rael uile, re caiptinedh na miltedh,
agus na cCēdadh, agus ris na breit-
emhnuib, agus re gach áon uasa-
rán ann Israel uile, re cennuib na
naiṫrech.
3. Mar sin do ċuáiḋ Solamh, a-
*1 Riogh. 3. 4. 1 Croin. 16. 39. & 21. 29. gus an comhċruinniuġaḋ uile iona ḟoċair
don náit áird do bí an * Gibeon: óir
is annsin do bí Tabernacuil ċoimċrui-
nniġ Dé, noch do rinne Maóise ser-
bḟoġantuiġ an Tiġerna ann sa bḟá-
*2 Sam. 6. 2. 17. sach.
4. Acht tug Dáibi * áirc Dé ó
Chiriat-iarim súas gus a náit do
ullmhaiġ Dáibi roimpe: óir do ċuir
sé lóistin na ṡesamh di ann Ierusalem.
5: Tuiellmh fós, do ċuir sé an
*Exod. 38. 1. altóir * ṗráis do rinne Becaleel
mhac Uri, mhic Hur, as coinne Tha-
bernacuil an Tiġerna: agus do ġuiḋ
Solam, agus an ċomhċruinniughadh
aice.
6. Agus do ċuáiḋ Solamh súas
annsin gus a naltóir ṗráis a laṫair
an Tiġerna, noċ do bí ag Taberna-
cuil an ċomhċruinniġ, agus dofráil
sé míle iodbhuirt loisge uirre.
7. Ann sa noiḋċe sin dfoillsiġ Dia
é féin do Sholam, agus a dubhairt sé
ris; iarr creḋ bérus mé ḋuit.
8. Agus a dubhairt Solam re Dia,
do ṫaisbēin tú grása móra dom
aṫair Dáibi, agus do ċuir tú mise
do ríġe * iona áit.   *1 Croin. 28. 5.
9. Anois, a Thiġerna Dia, coim-
líontar do ġeallaḋ dom aṫair Dáibi:
óir do rinne tú * Ríġ ḋiomsa air po-   *1 Riogh. 3.
bal coimlíonmhar re luáiṫreḋ na tal-   9.
mhan:
10. Tabhair * ḋam anois eagna agus   *1 Riogh. 3.
eolus, lé a raċa mé amaċ, agus lé   9. Uibhr. 27. 17.
a ttiucfa mé a stech roime an bpo-
balsa: óir cia ḋá ttig breiṫemnus
do ḋénam air do ṗobal atá an commórsa?
11. Agus a dubhairt Dia re Solam,
do bríġ go raibh so ann do ċroiḋe, a-
gus nár iarr tú saiḋbhrios, maóin,
nó onóir, no bás do námhaḋ, agus
fós nár iarr tú sáoġal fada; acht
gur iarr tú eagna agus eólus ḋuit
féin, go madh féidir leat breiṫemnus
do ḋénam ar mo ṗobalsa ós cionn a
ndérna mé Ríġ ḋiot.
12. Do honnṫuiġeḋ eagna agus eo-
lus ḋuit, agus do bhéra mé saiḋbh-
rios ḋuit, agus maóin, agus onóir;
a leiṫéid nach bḟuáir * aon do na Ríġ-   *2 Croin. 29.
ṫib do bí romhad, agus nach bfuiġe   25. Eccle. 2.
énduine ad ḋiáiġ a leiṫéid.   9. 2 Croin. 9. 22.
13. Ann sin ṫáinic Solam ó náit
áird do bí ann Gibeon, go Hierusa-
lem, ó laṫair Thabernacuil an ċomċrui-
nniġ, agus do bí na Ríġ ós cionn Is-
rael.
14. * Agus do ċruinniġ Solam car-   *1 Riogh. 4.
buid, agus marcsluáġ, agus do bí   26. & 10. 26. &c.
míle,

míle, agus ceiṫre céd carbad aige,
agus dá míle déag marcaċ, noch do
ṡuiḋiġ sé a ccaiṫreċaiḃ na ccarbad,
agus a bfoċair an Ríġ an̄ Ierusa-
lem.
* 1 Riogh. 10. 28. 2 Croin. 9. 28. 15. * Agus ṫug an Ríġ airgiod
agus ór an̄ Ierusalem mar ċloċa, a-
gus do riñe croin̄ céduir an̄ aimsir
croin̄ Sicomoir, noċ atá san ġlen̄,
* 1 Reigh. 10. 28. 2 Croin. 9. 28. ar lionṁaireaċt.
16. * Agus tugaḋ eich ċum So-
laim as an Néigipt, agus snáṫ lín:
do glacaidís ceannuiġṫe an Ríġ an snáṫ
ar a lúach.
17. Agus ṫugadar súas, agus
rugaḋ amach as an Négipt carbad
ar ceann sé ċéd Secel airgid, agus each
ar ċeann ċéd agus ċáogad: agus
marsin ṫugadar léo each raiḋ do Ríog-
uiḃ na Hittiteach uile, agus do Ríog-
uiḃ na Siria, le na láimhsion.

CAIB. 2.

AGus do ṫionsguin Solamh
tiġ do ḋéanamh dainm an
Tiġearna, agus tiġ dhá
ríoġaċt.
2. Agus do áirimh So-
lamh amach trí fiċċid agus deich
míle diomċar ualach, agus ceiṫre
fiċċid míle doibriuġadh an̄sa tsliab,
agus trí mhíle, agus sé ċéad oifi-
ceach ós a ccion̄.
3. Agus do ċuir Solamh (teachta)
go Huram Ríġ Tior, ga ráḋ, mar do
riñe tú re maṫair Dáibi, agus gur
ċuir tú cedair ċuige do ḋéanamh tiġe
ḋó, iona nḋéanaḋ sé comhnuiġe, [déana
marsin riomsa.]
4. Féach, atáim ag ḋéanamh tiġe
dainm mo Thiġearna Dé, dá coisreá-
gaḋ ḋó, agus do losgaḋ túise deaġ-
ḃolaiḋ dá laṫair, agus don arán
taisbéanta laeṫeamhuil, agus do na
hofrálaiḃ loisge maidin agus tráṫ-
nóna an̄sna, sáboidiḃ, agus an̄sna
reéiḃ núaḋa, agus a bféastaiġiḃ sol-
lamanta ar tTiġearna Dé: atá so
dúalaċ ar Israel go bráṫ.
5. Agus an tiġ atáim do ḋéanamh,
buḋ mór é: óir is mór ar Ndia ós
cion̄ gaċ uile ḋée.
6. * Acht cia ḟéadas tiġ do ḋéa-
namh ḋó, ó noch féidir lé neamh; a-
gus re neamh na neamh a roiseaċtain̄ ionta? * 1 Rígh. 8. 27. 2 Croin. 6. 18.
cia misi ar a naḋbarsin as a nḋéa-
nuin̄ tiġ ḋó, ach amháin ioḋbarṫa do
losgaḋ as a ċoiñe?
7. Cuir ċugam anois duine sin duine
glic a noibriuġaḋ a nór, agus nair-
giod, agus a bprás, agus a niaran̄,
agus a bpurpuir, agus a ndearg, a-
gus a ngorm, agus agá mbia eólus
a ngreanaḋ a bfoċair na ndaoine nglic a-
tá agamsa an̄ Iúdah, agus an̄ Ieru-
salem, noch do ṡolaṫair Dáibi maṫair.
8. Cuir ċugam mar an gcéadna
croin̄ ċédair, croin̄ ġiumhuis, agus
croin̄ algam as Lebanon: (óir is
fios damh gurab éolgaċ do ṡearb-
ḟoġantuiġiḋe ar adṁad do ġearraḋ a
Lebanon) agus féuċ, béiḋ mo mhuin-
tirse a bfoċair do mhuintire,
9. Eaḋon dullmhuġadh adṁaid
ḋamhsa go lór: óir an tiġ atáim
ar ti do ċur súas, buḋ iongantach
a mhéid.
10. Agus féach do béara mé doc
mhuintir na ġearrṫóiriġe ġearrfus
adṁad, fiċċe míle miosúr do ċruiṫ-
neaċt buáilte, agus fiċċe míle miosúr
éorna, agus fiċċe míle soiṫeaċ fíona,
agus fiċċe míle soiṫeach ola.
11. An̄ sin do ḟreagair Huram Ríġ
Tior a scríbin̄, noċ do ċuir sé go So-
lamh; do bríġ gur bionmhuin leis an
tTiġearna a ḋaóine, do riñe sé Ríġ
ḋíotsa ós a ccion̄.
12. A dubairt Huram fós, go maḋ
beannuiġ an Tiġearna Dia Israel, noch
do riñe neamh agus talamh, noċ ṫug
mac glic do Dháibi, lán do crionas
agus do ṫuigsin, noch do ċuirfeas
tiġ

Dháibi, lán do ċríonnas agus do ṫuigsin, noċ do ċuirfeaḋ tiġ súas don Tiġearna, agus tiġ dá ríoġaċd.

13. Agus anois do ċuir misi ċugad duine glic tuigsionaċ do ṁuintir maṫar Huram;

14. Mac mná dingheanuiḃ Dan, agus duine do Thior a aṫair, glic a noibriuġaḋ a nór, agus a nairgiod, a bprás, a niarann, a ccloiċ, agus a nadmad, a bpurpuir, a ngorm, agus a linédach fineulta, agus a ndearg: agus mar an gceadna do ġreanaḋ gach ionnsóirt oibre greanta, agus do breiṫ eoluis air gaċ uile ṡtuáim da ccuirfiġṫear ċuige maille re do ḋaóinib gliocasa, agus re daoinib glioca mo ṫiġearna Dáibi haṫair.

15. Anois ar a nadbarsin, an ċruiṫneaċd, 7 a neorna, a nola, agus an fíon air ar labair mo ṫiġearna, cuireaḋ sé úaḋ iad ċum a ṡearḃfoġantuiġeaḋ.

16. Agus gearrfamne admad as Lebanon an méid bus riaċdanaċ ort, agus béram linn na sláoduiḃ iad air an bfairrge go Ioppa, agus béra tusa as sin go hIerusalem iad.

17. Agus do áirim Solam a raib do ċoimiṫeaċuiḃ a ttír Israel, do réir na nuimhreach lear áirim Dáibi a aṫair iad; agus do friṫ díob céud agus cáogad mile, agus trí mile, agus sé ċéd.

18. Agus do ċuir sé trí fiṫċid agus deiċ mile díob dioṁċar ualach, agus ceiṫre fiṫċid mile doibriuġadh san tsliab, agus trí mile agus sé ċéud ós a ccionn dá mbrostaḋ iona nobair.

## CAIB. 3.

ANN sin do ṫosuiġ * Solam ar tiġ an Tiġearna do ḋéanam an Ierusalem a sliab Mhóriah, mar ar foillsiġ an Tiġearna é féin da aṫair Dáibi, ann sa náit do ġleus Dáibi, a núrlár buailte * Ornan an Iebusiteach.

* 1 Riogh. 6. 1. &c.
* 1 Croin. 21. 18.

2. Agus do ṫosuiġ sé a nobair an dara lá don dara mí ann sa ċeaṫramaḋ bliadain da riġe.

3. Anois is iadso na neiṫe ionar teagasgaḋ * Solam do ḋéanam tiġe Dé: a fad a ccubaduiḃ do réir an ċéadtomuis, do buḋ trí fiċċid cubad, agus a leiṫeaḋ fiċċe cubad.

* 1 Riogh. 6. 2.

4. Agus * an póirse, noch do bí a naghaidh an tiġe, do bé a fad do réir leiṫne an tiġe, fiċċe cubad, agus a ard agus fiċċe cubad na áirde; agus dfoluiġ sé táob a stiġ é le hór fiorġlan.

* 1 Riogh. 6. 3.

5. Agus air an tteaġ sa mó do ċuir sé ceann le crannuiḃ giumuis, noċ dfoluiġ sé lé hór fiorġlan, agus do ċuir air sin croinn pailme, agus slabruiḋe.

6. Agus do ḋeaġmaisiġ sé an tiġ lé clocaiḃ uáisle mar sgéim: agus do buḋ ór Parbaim an tór.

7. Dfoluiġ sé mar an cceadna saltaca an tiġe, a phosṫuiḋe, agus a ballaiḋe, agus a doirse lé hór, agus do ġrean sé Cherubinig air na ballaiḋiḃ.

8. Agus do rinne sé an tiġ is ro náomṫa: do bé a fad sin do réir leiṫne an tiġe fiċċe cubad, agus a leiṫiod fiċċe cubad, agus dfoluiġ sé lé hór fiorġlan é: ráinig sé ċum sé ċéd tallann.

9. Agus do buḋ cáogad Secel óir comṫrom na ttáirngeadh: agus dfoluiġ sé na seomrada úaċdaraċ lé hór.

10. Agus ann sa náit ro náomṫa

do riñe sé dá Cherubin doḃraiṫ so-
ġluaiste, agus ḋfolaiġ sé lé hór
iad.

11. Agus do bí fiċe cubad ar
fad a sciaṫánaiḃ na Cherubinniġ: cúig
cubaid a nimsciaṫán ag roċtain go
balla an tiġe: agus cúig cubaid san
dara sciaṫán, ag roċtain go sciaṫán
an Cherub oile.

12. Agus do bí cúig cubaid a
nimsciaṫán don Cherub oile, ag ro-
ċtain go balla an tiġe: agus do bí
fós cúig cubaid san sciaṫán oile, teng-
ta ré sciaṫán an Cherub oile.

13. Do leaṫnaiġeadar sciaṫáin na
Cherubsa iad féin amaċ fiċe cubad:
agus do ṡeasadar ar a ccosaiḃ, agus
a naiġṫe a steaċ.

* Math. 27. 51. 14. Agus do riñe sé an * folach
do ġorm, agus do purpair, agus do
ḋearg, agus do linéadaċ fineálta, agus
ḋoibriġ sé Cherubinniġ air sin.

* Jer. 52.21. 1 Riogh. 7.15. 15. Do riñe sé mar an ccéadna
ar coiñe an tiġe * dá pileur, cúig
cubaid déag agus fiċe an airde, agus
an sa cceann do bí ar mullaċ gaċ aoin díoḃ
cúig cubaid.

16. Agus do riñe sé slabraiḋe mar
bíos aṁsa noraciul, agus do riñe sé
céud pomgranat, agus do ċuir sé
ar na slabraḋaiḃ iad.

* 1 Riogh. 7 21. 17. Agus do * ṫóg sé suas na
piléir ar coiñe an teampaill, aon ar
an láiṁ ḋeis, agus an dara piléir ar
an láiṁ ċlé; agus tug sé Iachin ainm
airsin don láiṁ ḋeis, agus Boas airsin
don láiṁ ċlé.

## CAIB. 4.



Tuilleam eile fós, do riñe
sé altóir práis, fiċe
cubad a fad, agus
fiċe cubad a leiṫead, agus
deiċ ccubaid a háirde.

2. * Do riñe sé mar an ccéadna * 1 Riogh. 7. 23. &c.
fairge leaġṫa deiċ ccubaid ó ḃruach
go bruach, cruinn ar gaċ leiṫtaoiḃ, agus
do buḋ deiċ ccubaid a hairde, agus
do ġaḃ líne triocad cubad timċioll
na fairge fa ccuairt.

3. * Agus fáoi sin do bí cosaṁlaċ * 1 Riogh. 7. 24.
ḋaṁ, noċ do timċiolluiġ é fa ccuairt;
deiċ iona ccubad ag timċiollugaḋ na
fairge fa ccuairt: do teilgeaḋ dá ċúrsa
ḋaṁ, a nuair do teilgeaḋ í.

4. Do ṡeas sin ar dá ḋaṁ ḋéag: a
trí ag féuċain don leaṫ ṫuaiḋ, agus
a trí ag féuċain don leaṫ ṡiar, agus
a trí ag féuċain don leaṫ ṫeas, agus a
trí ag féuċain don leaṫ ṡoir: agus do
suiḋiġeaḋ sé a nfairge suas orra, agus a
leiṫ deiriḋ uile a steaċ.

5. Agus do bí lán dorna ar tiġe
ann, agus a bruaċ sin cosṁail ré
himeallnaiḃ bruaiċ cupáin maille ré blá-
ṫaiḃ lile:

6. Do riñe sé mar an ccéadna deiċ
láḃeir, agus do ċuir a cúig díoḃ ar
an láiṁ ḋeis, agus a cúig ar an láiṁ
ċlé dionnlaḋ ionta: do niġeadís ionta
na neiṫe dofráláidís mar ofráil loisg-
ge; aċt is ré haġaiḋ na sagart do
bí a nfairge, dionnlaḋ innte.

7. Agus do riñe sé deiċ ccoiñ-
leóiriġ óir do réir a ccumṫa, agus
do ċuir sé san teampall iad, a cúig ar
an láiṁ ḋeis, agus a cúig ar an
láiṁ ċlé.

8. Do riñe sé mar an ccéadna deiċ
mbórd, agus do ṡuiḋiġ sé san teamp-
pall iad: a cúig ar an ttaoḃ ndeas,
agus a cúig ar an ttaoḃ ccle, agus
do riñe sé céad bulla óir.

9. Tuilleam oile fós, do riñe sé
cúirt na Sagart, agus an ċúirt mór,
agus doirse don ċúirt, agus ḋfolaiġ
sé na doirse lé prás.

10. Agus do ṡuiḋiġ sé a nfairge ar
an ttaoiḃ ndeas don ċionn ṡoir ṫall ar
coiñe an táoiḃ ṫeas.

11. Agus do riñe Huram na pota-
ḋa agus na sluaiste, agus na bái-
sinniġ, agus do ċríoċnaiġ Huram a

nobair do bí sé a ḋéanaṁ aige don Ríġ Solaṁ a ttiġ Dé:

12. Mar atá an dá ṗiléur, agus na mill, agus na cinn noċ do bí ar ṁullaċ an dá ṗiléur, agus an dá ḟiġeċán dfolaċ ṁeall na cceann, noċ do bí a ṁullaċ na bpiléur:

13. Agus ceitre ċéud pomgranat a an dá ḟiġeċán, dá ċursa pomgranat a gaċ fiġeċán, dfolaċ dá uball na cceann, noċ do bí a na piléuraib.

14. Do rinne sé mar an gcéadna básа, agus do rinne sé oiġne móra ar na básaib;

15. Aon ḟairge, agus dá ḋam déug fúiṫe:

16. Na potaḋa mar an ccéadna, agus na sluaiste, agus na hadail, agus a ninstrumentoḋ uile, do rinne aṫair Huram don Ríġ Solaṁ, ċum tiġe an Tiġearna do ṗrás loinnearḋa.

17. A réiteaċ Iordan do teilg an Ríġ iad, ann sa talaṁ ċriaḋa eidir Succot agus Sereḋaṫah.

18. Is mar so do rinne Solaṁ na soiġtiġeri uile go nuiḃir ṁóir: óir níor bféidir comṫrom an ṗráis do ṁeas.

19. Agus do rinne Solaṁ na soiġtiġe uile do tiġ Dé, an altóir óir mar an ccéadna, agus na búird a ar cuireaḋ an tarán tairbérta.

20. Agus fós na coinnleóiriġ gun a soillsib, ċor go mbéidis lasta do réir gnáṫa ar coinne an Noraċuil, dóir ḟiorġlan.

21. Agus do rinne sé na bláṫa, agus na lampuiḋe, agus na teinċaiġ dóir, agus sin dóir ḟiorġlan.

22. Agus na glantóiriġ, agus na bullaḋa, agus na liaca, agus na tenseir, dóir ḟiorġlan: agus dul a steaċ an tiġe, na doirse buḋ faide a steaċ ar a nait ro náoṁṫa, agus doirse tiġe an teampuil, dob óir iad.

## CAIB. 5.

S * mar so do crioċnuiġeaḋ a nuile obair da ndearna Solaṁ do tiġ an Tiġearna: agus tug Solaṁ a steaċ gaċ uile ni dar tiodlaic Dáibi a aṫair, agus do ċuir sé an tairgiod, agus an tór, agus na huile instrumente a measc ionnmais tiġe Dé. * 1 Rig. 7. 51.

2. * Annsin do ċruinniġ Solaṁ sinsir Israel, agus cinn na ttreab uile, toġa aiṫreaḋ ċloinne Israel, go Hierusalem, do tabairt áirce ċunnarta an Tiġearna suas as caṫraiġ Dháibi, as Sion. * 1 Riogh. 3. 2.

3. Uime sin do ċruinniġeadar fir Israel iad féin uile ċum an Ríġ a an bféasta, noċ do bí annsa seaċtmaḋ mí.

4. Agus tangadar sinsir Israel uile, agus do toġbadar na Lebitiġ an Náirc suas.

5. Agus rugadar an Náirc suas, agus Tabernacul an ċomċeangail, agus a rabadar do soiṫiġib náoṁṫa ann sa Tabernacul, tugadar na sagairt agus na Lebitiġ leó suas iad.

6. Mar an ccéadna do rinne an Ríġ Solaṁ, agus comċruinniuġaḋ Israel uile, noċ do ċruinniġ ċuige ar ċinn na Háirce, íodbairt cáorach agus daṁ nár bféidir innsin nó áiriom ar iomadaṁlaċt.

7. Agus tugadar na Sagairt áirc ċunnarta an Tiġearna a steaċ na háit féin go Horacul an tiġe don náit ro náoṁṫa; gion fáoi sciaṫánaib na Cherubinigh.

8. Oir do leaṫnuiġeadar na Cherubiniġ amaċ a sciaṫáin ós cionn áite na Háirce, agus dfolċadar na Cherubiniġ an áirc, agus a maidgeḋa ós a cionn.

9. Agus do tangadar amaċ maide-

dha na háirce, ċor go bfaicti cinn
na maideḋ amach ón áirc ar coinne
an Noraċuil: acht ni facus amuigh
iad, agus atáid annsin gus a niugh.
10. Ni raibh éinni san áirc ach an
* Deut. 10. 2, 5. dá ċlár do ċuir * Maóise inte ag
Hóreb, a nuáir do riṅe an Tighearna
cuṁnaḋ ré cloinn Israel an tan do
ṫangadar ón Négipt.
11. Agus tárla a nuáir ṫangadar na sagairt amach as an náit
náomṫa (óir do náomaḋ a rabadar
do sagartuiḃ a laṫair, agus ni rabadar ag feiṫiom do réir sgala an
tansin:)
* 1 Croin. 25. 5. 12. * Mar an gcéadna, na Lebitigh do bi na lus ceóil, sliocht Asaph, agus Heman, agus Ieduṫun
uile, maille re na macaiḃ, agus le
na ndearbráiṫriḃ; ar na néadughadh
a línéadach ġeal, agus cimbail aca,
agus saltraċa, agus cláirseċa, do
ṡeasadar ag an ċeann ṡoir don naltóir, agus céud agus fiċe sagart maille riu ag déanaṁ fuáime
re stocuiḃ.)
13. Tárla a nuáir do bádar lus
ṡéideḋ na stoc, agus na cantaire
amhuil áon do déanaṁ éangota amáin
ré a ċluinsion a ttabhairt molta agus buideaċus don Tighearna, agus a
nuáir do ṫógbadar a nguth suas
leis na stocuiḃ, agus leis na cimbaluiḃ, agus lé haoḃuiḃ ciuil, agus
ar moladar an Tighearna [ga rádh]
* Psal. 136. óir is maiṫ é, óir maraigh * a ṫrócaire
go bráth: annsin gur líonaḋ tigh
an Tighearna a stigh le néull;
14. Iondus nar ḟéadadar na sagairt seasaṁ do miniostralas, do brigh
an neóill: óir do líon glóir an Tighearna tigh Dé.

## CAIB. 6.

AN sin * do ráiḋ Solam, a dubhairt an Tighearna, go ndéanaḋ sé comhnuidhe annsa dorċadus * ṫiugh. * 1 Righ. 8. 12, &c. * Lebhit. 16. 2.
2. Acht do riṅe misi tigh comhnuidhe duit, agus ionad háitreiḃe go bráth.
3. Agus diompóigh an Righ a aġaiḋ, agus do beannuigh sé coṁṫionóil Israel go hiomlán (agus do ṡeas coṁṫionól Israel uile.)
4. Agus a dubhairt seision, go maḋ beannuighṫe bias an Tighearna Dia Israel, noch do coimlíon le na láiṁ an ni do labhair sé le na béul réin ar Dáibi, dá rádh,
5. On ló fa ttug mé amach mo pobal as crich na hÉgipte níor ṫog mé áonċaṫair do ċaiṫreċaiḃ treabh Israel do déanaṁ tighe inte, iondus go mbiaṫ mainm annsin, ni mó do ṫog mé aonduine do beiṫ na uaċarán ós cionn mo pobuil Israel.
6. Acht do ṫog mé Ierusalem, ċor go mbiaṫ mainm annsin, agus do ṫog mé Dáibi cum a beiṫ ós cionn mo pobail Israel.
7. Anois * do bi a ccroidhe Dháibi maṫar tigh do déanaṁ dainm an Tighearna Dia Israel. * 2 Sam. 7. 2. 1 Croin. 28. 2.
8. Acht a dubhairt an Tighearna ré Dáibi maṫair; do brigh go raibh ann do ċroiḋe tigh do déanaṁ dom ainmsi, is maiṫ do riṅe tú sin do beiṫ ad ċroiḋe.
9. Gidheaḋ ni tusa déanas an tigh, acht do mac, noch ṫiucfas amach as tiniġiḃ, isé déanas tigh dom ainmsi.
10. Do coṁuill an Tighearna ⁊ a nadbarsin a briaṫar, noċ do labhair sé: óir déirigh misi suas a náit maṫar Dáibi, agus atáim mo ṡuidhe
a

a ccaṫaóir ríoġa Israel, mar do ġeall an Tiġearna, agus do ríne mé an tigh dainm an Tiġearna Dia Israel.

11. Agus is ann do ċuir mé an Náirc, mar a bfuil cunnradh an Tiġearna do ríne sé ré cloinn Israel.

12. Agus do ṡeas sé as coinne altóra an Tiġearna a laṫair ċomċruinniġ Israel uile, agus do leaṫnuiġ sé amaċ a láma.

13. ( Oir do ríne Solam scafal práis, do ċúiġ cubaid ar fad agus cúiġ cubaid ar leiṫead, agus trí cubaid ar áirde, agus do ċuir a lár na cúirte é, agus is air sin do ṡeas sé, agus do leig a ġlúine faoi as coinne ċomċruinniġ Israel uile, agus do leaṫnuiġ sé a láma amaċ leaṫ re neaṁ. )

*Exod. 15. 11. 14. Agus a dubhairt sé, ó a Thiġearna Dia Israel, * ní bfuil Dia cosṁuil riot ar neaṁ nó ar talum, noċ ċomallas cunnradh agus ṫaisbeanus trócaire dot ṡearbfoġantuiḃ, noċ ṡiubluiġios as do ċoinne ó na nuile chroidhe.

15. Thusa, noċ do ċoimuill dom aṫair Dáibi do ṡearbfoġantuiġ an ni do ġeall tú dó, agus do labhair tú red ḃéul, agus ċoimlion led láiṁ é, mar atá a niuġ.

16. Anois ar a naḋbharsin a Thiġearna Dia Israel, coimuill dot ṡearbfoġantuiġ maṫair Dáibi, an ni do ġeall tú dó, dá rád, * ni failleoċuiḋ duine
*2 Sam. 7. 12. 1 Riogh. 2. 4. & 6. 12. *Psal. 132. 12. tú an mo radharcsa do ṡuiġe a ccaṫaoir ríoġa Israel, acht amáin * go ttugaid do ċlann aire dá sliġe, do siubal ann mo dliġeadsa, mar do siubail tusa am laṫair.

17. Anois maiseaḋ, a Thiġearna Dia Israel, fíortar ḟocal, noċ do labhair tú red ṡearbfoġantuiġ Dáibi.

18. ( Acht an deimin go ccoimneoċuiḋ Dia a bfoċair dáoine ar an ttalam?
*Caib. 2. 6. Isa. 66. 1. Gniomh. 7. 49. * Féc ni ḟédann neaṁ na neaṁ ṫusa do congmáil: cred é níos luġa ná sin an tigse do ríne misi? )

19. Bíoḋ meas agad uime sin ar urnaiġ do ṡearbfoġantuiġ, agus ar a iarratus, a Thighearna mo Dhia, do ṫabhairt éisteaċt don ġairm 7 don naṫċuinge ġuiḋeas do ṡearbfoġantuiġ ad laṫhair.

20. Ionnus go mbiaḋ do ṡuile fosguilte air an ttiġse do ló agus doiḋċe, air a náit dar labhair tú go ccuirfeaḋ tainm ann, déisteaċt ris an nguiḋe do ni do ṡearbfoġantuiġ annsa náitse.

21. Tabair éisteaċt ar a naḋbharsin do ġearánuiḃ do ṡearbfoġantuiġ, agus do ṗobail Israel, noċ do dénuid siad cum na háitesi; cluin ṫusa ó hionad coṁnuiġ, eadhon ó neaṁ, agus a nuair ċluinfios tú, tabhair maiṫeamnus [dóib.]

22. Má ṗeacuighean duine a naġaiḋ a ċomarsan, 7 go ttiubartar mionna air do ṫabhairt a ṁionn, agus go ttiucfuiḋ na mionna a laṫair haltórasa annsa tigse:

23. Annsin cluinse ó neaṁ, agus déan, agus beir breaṫ air do ṡearbfoġantuiġib a ccúitiuġaḋ ris an ccionntaċ, ag tabhairt luaiġeaċt a ṡliġe dó air a ċeann féin, agus a nglanaḋ a nfíréin, ag tabhairt dó do réir a ionraicis.

24. Agus má beirṫear an ċuid is measa dot ṗobal Israel roimhe an náṁuid do bhrigh gur ṗeacughedar ad aghaiḋ, agus go bfillfid siád, agus go naideomhuid hainmsi, agus guiḋe do dénam agus gearán ad laṫair annsa tigsi.

25. Annsin cluinsi ó neaṁ, agus maiṫ peacaḋ do ṗobuil Israel, agus tabhair iad a ris don dúiṫċe noċ ṫug tú dóib féin agus dá naiṫribh.

26. A nuair * dúnfiġṫear neaṁ, 7 naċ bia fearṫuinn ann, do bhriġ gur ṗeacuiġeadar ad aghaidsi; má ġuiḋid siad leaṫ ris a náitsi, agus ṫainmsi dadmáil, agus filleaḋ ó na bpeacaiḋuiḃ an tan ṗianus tusa iad: *1 Riog. 17. 1.

27. Ann sin cluinsi ó neaṁ, agus maiṫ peacaḋ do ṡeirbiseaċ, agus do ṗobuil Israel, a nuair múinfeas tú an tsliġe maiṫ dóib ionar coir dóib siubal; agus cuir fearṫuinn air an ttalam, noċ ṫug tú dot ṗobal mar oighreaċt.

28. Má

* Cait. 20.9.

28. Má bhíon * gorta anns a dúithce, má bhíon pláigh, má bhíon fuinngaot, nó druchd milltech, nó lócust, nó catterpiller, agus má shuighid a naimhde na ttimchioll a ccaithreachaibh a ttíre, gidh bé goin, nó gidh bé tinnes bhias ann:

29. Annsin gidh bé guidhe nó gearán do déantar re duine ar bith, nó red pobal Israel uile, a nuair aitheonus gach aon a thinnes féin, agus a dhoilgios féin, agus leitheochus sé a láma amach san tigh so:

30. Annsin cluinsi ó neamh hionad comhnuidhe féin, agus mait, agus tabhair do gach aonduine do réir a shlightech uile, noch a bhfuil fios a chroidhe agad: (óir is agadsa amháin atá * fios croidhtech chloinne na ndaoine.)

* 1 Croin. 28. 9.

31. Chor go mbia eagla orra romhad, lé a siubholuidh ann do shlightibh an ted mhairfid siad anns a dúithce, noch tug tú dar naithribh.

* Eoin 12. 20. Gniomh. 8. 27.

32. Tuilleamh oile, a ttaobh an coimhthigh * nach dod pobal Israel, as táinic as tír imchéin ar son hanma móiresi, agus do láimhe cumhachtuigh, agus do righe sínte amach; má thigid siad, agus guidhe anns a tighse:

33. Annsin cluinse ó neamh ó háit comhnuidh féin, agus déan do réir gach neithe a ngoirfe an coimhthech ort dá thaoibh; iondus go mbia fios hanma ag na huile daoinibh na talmhan, agus go mbia heagla orra, mar atá ar do pobal Israel, agus go mbia a fios aca an tighse do rinne misi, gurob ad ainmsi goirthear é.

34. Má théid do pobal do déanamh cogaidh amach a naghaidh a námhad anns a tslighe a ccuirfe tusa iad, agus go nguidhfid siad chugad leithris an ccathruighsi, noch do thogh tú, agus ris an ttigh do rinne misi dot ainm:

35. Annsin cluinsi ó neamh a nurnuigh, agus a ngearán, agus cothuighsi a ccúis.

* Seanrait. 20.9 Ecclus. 7.20. Seam. 3.2. 1 Eoin. 1.8.

36. Má pheacuid siad ad aghaidh (óir ni bhfuil * duine ar bith nach bpeacuigheann) agus go mbia fearg agad riu, agus go sceóduigh tú uáit iad roimhe a námhuid, agus go mbéurtuid leo a láimh iad go dúithche a bhfad uadh, nó láimh riu.

37. Thairis sin, má chuimnighid orra féin anns a tírsin iona mbéarthar a láimh iad, agus go niompóchuid siad, agus go nguidhfid chugadsa a ccrich a ndaóirsine, gha rádh, do pheacuigheamar, do rinneamar earráid, agus is olc do chúamar.

38. Má fillid siad chugadsa maille re na huile chroidhe, agus le na huile anum a ttír a ndaóirsine, áit a rugadar a láimh iad, agus go nguidhfid leath ris an ndúithche thug tú dá naithribh, agus leath ris an ccathruigh do thogh tú, agus leath ris an ttigh do rinne misi dot ainm:

39. Annsin cluinsi ó neamh ód ionad comhnuigh féin a nguidhe, agus a ngearán, agus cothuigh a ccúis, ⁊ maith dot pobal noch do pheacaidh ad aghaidh.

40. Anois mo Dhia, guidhim thú, bidis do shúile fosgailte, agus bidis do chluasa aireach don nurnuigh noch do déantar san náitsi.

41. * Anois ar a nadhbharsin éirigh a Thighearna Dia, dot áit suáimhnis, thú féin agus airc do neirt: éudaighthear do shagairt, ó a Thighearna Dia, le slánughadh, agus gáirdidis do náoimh a maitheas. * Psal. 132. 8.

42. A Thighearna Dia, ná fill uáit aghaidh hungthaigh, cuimhnigh trócaire Dháibhi do sheirbhfoghantuigh.

# CAIB. 7.

ANois an tan do chríochnuigh Solamh a ghuidhe, tháinic an * teine a nuas ó neamh, agus do dóith sí a nofráil loisge, agus na hiodbartha, agus do lion glóir an Tighearna an tigh. * 1 Righ. 18. 38.

2. Agus

2. Agus níor ḟéudadar na sagairt
dul a steċ go tiġ an Tiġearna, do
bríġ gur líon glóir an Tiġearna tiġ
an Tiġearna.
3. Agus an tan do ċoncadar clann
Israel uile mar táinic an teine a nuas,
agus glóir an Tighearna ar an ttigh,
do ċromadar iad féin maille re na
naighthib ċum na talman air a nurlár,
agus do adhradar, agus do moladar
an Tighearna, gha rádh, óir is maiṫ
é, óir (mairiḋ) a ṫrócaire go
bráth.
4. Ann sin da ioḋbair an Righ agus
an pobal uile ioḋbairt as coiṅe an
Tighearna.
5. Agus do ioḋbair an Righ Solamh
ioḋbairt fiċċid agus dá míle damh, agus
céud agus fiċċid míle caora: marsin
do coisrig an Righ agus an pobal uile
tigh Dé.
* 1 Crois. 15. 16. 6. * Agus do bádar na Sagairt
ag feitiomh ar a noifig féin: na Le-
bitiġ mar an gcéadna le ionstruimentib
ceóil an Tiġearna, noċ do riṅe Dáibi
Righ do moladh an Tiġearna, do bríġ
go maireann a ṫrócaire go bráṫ, a nuair
do mol Dáibi [Dia] maille re na mi-
nostralas sin: agus do séideadar
na sagairt na stuic rompa, agus do
ṡeas Israel uile.
7. Tuilleadh eile fós, do naomhuiḋ
Solamh meaḋón na cúirte, noch do bí
as coiṅe tiġe an Tiġearna: óir is
ann sin do ofráil sé ofrála loisge agus
méthus na nofrálach síoṫċána, do bríġ
nar tuill na hofrála loisge, agus na
hofrála bídh agus an méthus ar a
naltóir pnáis do riṅe Solamh.
8. Mar an gcéadna fa namsin féin
do ċonnuimh Solamh an féusta seaċt lá
agus Israel uile na ḟoċair, coimṫio-
nól romhór, ó dul a steach Hámot go
sruṫ na Hégipte.
9. Agus air a nochtmhadh lá do rinne-
dar oirċeas sollamanta: óir do
ċongmhadar coisreagadh na haltóra
seacht lá agus an fésta seacht lá.
10. Agus air an treas lá fitchiod
don tseachtmhadh mí do chuir sé an pobal
uadh da ttighthib lúathgháireach sú-
gach a ccroiḋe ar son na maiṫeasa
do ṫaisbéin an Tighearna do Dháibi,
agus do Sholamh, agus dá pobal Is-
rael.
11. Marso do chríochnuigh * So- * 1 Riogh. 9. 1. &c.
lamh tigh an Tighearna agus tigh
an Righ, agus a nuile ni dá ttáinic
a gcroiḋe Sholaimh do ḋénamh a ttigh
an Tighearna, agus iona tigh féin,
do chuir deiriḋ leis go sunamhuil.
12. Agus dfoillsigh an Tighearna
é féin do Sholamh san noiḋche, agus
a dubairt sé ris, do chuála mé
hurnaigh, agus do * ṫogh mé an * Deut. 12. 5.
náitsi dam féin mar ṫigh ioḋbar-
ṫa.
13. Má ḋruidim neamh, ċor nac bia
fearthuinn ann, nó má ḟúagruim do na
lócustuib an talamh do milleḋ, nó má
ċuirim pláig a measg mo pobail;
14. Má umhluiġid mo pobal, noch
ġoirthear am ainmsi, iad féin agus gui-
ḋe, agus magaiḋsi diarraiḋ, agus
filleḋ ó na ndroiċslighthib: ann sin cluin-
fe misi ó flaiṫeamhnus, agus maiṫfe
mé a bpeacadh, agus leigheosuiḋ mé
a bfearann.
15. Anois beiḋ mo súile fosgailte,
agus * mo ċlúasa aireaċ don urnaiġ * Caib. 6. 40.
[dénthar] ansa náitse.
16. Oir do * ṫog mé anois, agus * Caib. 6. 6.
do naomhuiġ mé an tigse, ċor go mbia
mainm ann go bráth: agus beiḋ mo
súile, agus mo ċroiḋe ann a ccomh-
nuiġe.
17. Agus ar do sonsa, má siub-
luiġeann tú am fiaḋnuise, mar do siu-
bail haṫair Dáibi, agus a ḋénamh do
réir a nuile neiṫe dar aiṫin mé diot,
agus go ccoimhéadfa tú mo reaċta agus
mo breiṫeamhnus:
18. Ann sin coṫoċuiḋ mé caṫaóir do
ríoġaċta do réir mo ċunnarta red
aṫair Dáibi, dá rádh, ni * failleo- * Caib. 6. 16.
cuiḋ duine diotsa beith na úaċtarán ann
Israel.
19. * Acht má filltí úaim, agus * Lebhit. 26. 14. Deut. 28. 15.
go ttréigfiḋe mo staṫuiḋ, agus
maiṫeanta, noċ do ċuir mé romhuiḃ,
agus

agus go raċtaói, agus go ndleaċtaói
seirbhis do ḋeeiḃ oile, agus go nadhórtaói iad:

20. Ann sin tairreonga misi as a
bfrémhiḃ amaċ iad, as an bfearann noċ
tug mé ḋóiḃ; agus an tighse noch
do naómhuigh mé dom ainm, teilgfiḋ mé
as mo radharc é, agus do ḋéna mé
seanfoċal agus focal magaiḋ ḋe a
measc na nuile ċineaḋach.

21. Agus an tighse atá árd,
biáiḋ sé na uaṫbhás ar gach uile ḋuine
dá ngéaba seċa ḋe; ionnus go nab-
béora sé, * creḋ fa ndéarna an Tigher-
na mar so ris an ttírsi, agus ris
an ttighse?

22. Agus freagórtar é, do briġ
mar do tréigeadar an Tigherna Dia a
naithreaḋ, noch tug amach iad as
crich na hÉgipte, agus gur greim-
nigheadar do ḋeeiḃ oile, agus go ndéar-
nadar seirbhis ḋóiḃ: uime sin tug sé
an tolcso uile orra.

* Deut. 29. 24. Iere. 22, 8, 9.

# CAIB. 8.

Agus * tárla (a ccionn fiċid
bliaḋan iona ndearna Solam
tig an Tigherna, agus a
tig féin.)

* 1 Riogh. 9. 10, &c.

2. Gur ċuir Solam suas na cait-
reċa do aisig Huram do Sholam, a-
gus tug sé ar ċloinn Israel comhnuiġ
ionta.

3. Agus do ċuáiḋ Solam go Ha-
mat-Sobah, agus rug sé buáidh
uirre.

4. Agus do ċuir sé Tadmor suas
annsa bfásach, agus na huile ċait-
reċa stóir noch do ċuir sé suas
ann Hamat.

5. Mar an gcéadna do rinne sé Bet-
horon uaċtarac, agus Bet-horon
ioċtarac, caitreċa daingne go mbal-
laḋaiḃ, agus go ngeataḋaiḃ, agus go
mbarraḋaiḃ:

6. Agus Baalat, agus na cait-
reċa stóir do bí ag Solam, agus
na caitreċa carbad uile, agus cait-
reċa an marcsluáiġ, agus a nuile
ni dar toil le Solam do ċur suas
ann Ierusalem, agus a Lebanon, agus
ar fead ḋúiṫċe a tigearnuis uile.

7. Ar son an méid do fágbhaḋ do na
Hittitiḃ, agus do na Hamoritiḃ, a-
gus do na Perisitiḃ, agus do na
Hibitiḃ, agus do na Iebusitiḃ, nach
raiḃ ḋIsrael;

8. A cclann sin, noch do
fágbhaḋ na ndiáiġ san tir, nach ar
ḋíthigheadar clann Israel, do ċuir
Solam iad fa ċíos, gus a niuġ.

9. Acht do ċloinn Israel ni ḋearnuiḋ
Solam seirbhisiġ ċum oibre ar biṫh,
as do ḃádar na lucht cogaidh, agus
toga a ċaiptineaḋ, agus caiptiniġ
a ċarbad, agus a marcsluaġ.

10. Agus dob iadso priomh oifi-
giḋ an Riġ Solaimh, eadhon dá ċéd, a-
gus caogad, agá raiḃ cumasa ós
cionn an pobail.

11. Agus tug * Solam inghen
Pháraó leis suas as caṫruiġ Dhai-
bi don tig do rinne sé ḋi: óir a
duḃairt sé, ni biáiḋ mo ḃeansa na com-
nuiḋe a ttig Dháibi Riġ Israel, do
briġ go bfuil a náit naómhṫa, iona
ttáinic áirc an Tigherna.

* 1 Riogh. 3. 1. & 7. 8.

12. Ann sin dofráil Solam offrála
loisge don Tigherna ar altóir an Ti-
gherna, noch do ċuir sé suas as coinne
an póirse.

13. Eadhon do réir mhoir-ṫuir áiriġ gaċ
* laói do réir aitne Mhaóise, ar
na Sabóidiḃ, agus ar na reeiḃ nuáḋa,
agus ar na feustaiḃ sollamanta * tri
huáire san mbliaḋain, eadhon a bfésta
a narán gan loibin, agus a bfésta
na seachtmhuineaḋh, agus a bfésta na
ttabernacuil.

* Exod. 29. 38.
* Exod. 23. 14. Deut. 16. 16.

14. Agus dórduiġ sé do réir
órduiġ Dháibi a aṫar * seala na
sagart ċum a seirbhise, agus na Le-
biteach

* 1 Crón. 24. 1.

bitegh dum a ccúram, do moladh a-
gus do frithéolamh a bfiadhnuise na
sagart, mar dob iomchubhuidh doibhsin
gach aon laói: na doirséoiruigh mar
an gcédna iona * sealuibh ag gach
áoingeta: óir is mar sin do aithin
Dáibi, óglach Dé.

*1 Crón. 9. 17.

15. Agus níor dhealuighedar ré
haithne an Righ do na sagartuibh,
agus do na Lebitibh, a ttaobh chúise
ar bith, nó a ttáobh na mionmhus.
16. Annois do gléusadh obair Sho-
luimh uile, ón ló fár chuireadh bunáit
tighe an Tighearna nó go raibh sé crío-
chnuighthe: mar sin do rinneadh tigh Dé
go hiomlán.
17. Ann sin do chúaidh Solamh go
Heson-geber, agus go Helot air
táoibh na fairrge a bfearann Edom.
18. Agus do chuir Huram chuige
a lámhuibh a sherbhiseach, longa agus
serbhisigh agá raibh éolus na fairrge;
agus do chúadar lé muinntir Sholuimh
go Hophir, agus tugadar as sin
ceithre chéd, agus caogad tallann
óir, agus tugadar gus an Righ
Solamh iad.

---

## CAIB. 9.

*1 Riegh. 10. 1. & Math. 12. 42. Luc. 11. 31.



Agus * a nuáir do chúala
bainrioghan na Séba clú
Sholuimh, táinic sí do dhéa-
nadh Sholuimh a cceastuibh
cruáidhe go Hierusalem maille ré
cuideachtuin móir, agus lé cámalluibh
ag iomchar spiosraidh, agus romórán
óir, agus clocha uaisle: agus a
nuáir táinic sí go Solamh, do chom-
ráidh sí ris fá gach ní dá raibh na
croidhe.
2. Agus do innis Solamh a ceastana
uile di, agus ní raibh éinní na foil-
chios ar Sholumh nar innis sé di.
3. Agus an tan do chonnairc bain-
rioghan na Séba gliocus Sholuimh, a-
gus an tigh do rinne sé,
4. Agus biadh a bhuird, agus suidhe
a sherbhiseach, agus feithiomh a lucht frith-
eóilte, agus a cculadhacha, agus a
giollaidhe cupáin mar an gcédna, a-
gus a cculadhacha, agus a dul suas
mar a ttiaghadh go tigh an Tighearna;
ní raibh níos mó do spioraid inte.
5. Agus a dubhairt sí ris an Righ,
is fior an tuarasgbháil do chúala mé
ort ann mo thír féin, ann do ghníomhuibh,
agus ann do ghliocus.
6. Acht chena níor chreid mé a
mbriathra, nó go ttáinic mé, agus
go bfacadar mo shúile é; agus féch,
níor hinnseadh leath méide do ghliocuis
dam: óir sáruighidh tú an tuarasg-
báil do chúala mé.
7. Is sona do dháoine, ⁊ is sona
iadso do serbhisigh, noch seasas do
ghnáth as do choinne, agus chluineas do
ghliocus.
8. Go madh beannuighe bias do Thigh-
earna Dia, agá raibh dúil ionad dot
chur ad shuidhe ann do chathaóir rioghda
ad Righ dot Thighearna Dia: do bhrígh
gur ghráduigh do Dhia Israel, dá
ccothughadh go bráth, uime sin do rinne
sé Righ diotsa ós a ccionn, do dhéanamh
breitheamhnuis agus ceirt.
9. Agus tug sí don Righ fithche
agus céd tallann óir, agus do spios-
radh iomarcaidh mór, agus cloca
uáisle: agus ní raibh ar bith leithéid
na spiosradh tug bainrioghan na Séba
don Righ Solamh.
10. Agus tugadar serbhisigh Hu-
ram mar an ccédna, agus serbhisigh
Sholuimh noch tug ór ó Ophir, crainn
Algum agus cloca uáisle léo. A-
gus do rinne an Righ do na crannuibh al-
gum staighreada go tigh an Tighearna,
agus go Pálás an Righ, agus cláir-
seacha agus saltracha don lucht ceóil,
agus ní facus a leithéid sin roime a
ttír Iúdah.
12. Agus tug an Righ Solumh do

bhainrioġan na Seba a lántoil uile,
gidh bé ar bith ni iarr sí, taob
amuiġ don ni tug sí ċum an Riġ:
marsin dfill sí, agus dimtiġ roimpe
dá tir féin, í féin agus a serbi-
siġ.
13. Anois dob é comtrom a nóir
táinig ċum Soluim a naonbhliadhain amáin,
sé ċéd agus trí fiċid agus sé tal-
laṅa óir;
14. Taob amuiċ don ni tugadar
margaluiḋ agus ceannuiġṫe leó, agus
tugadar Riġṫe na hArabia uile, agus
uasarain na tire, ór agus airgiod
ċum Soluim.
15. Agus do riṅe an Riġ Solum dá
ċéd targaid dóir buailte; sé ċéad
Secel dóir buailte do ċuaid ċum
targaide amáin.
16. Agus do riṅe sé trí ċéd sciaṫ
dóir buailte, trí ċéd Secel óir do
ċuaid ċum aoin sgéiṫe amáin: agus
do ċuir an Riġ iad a ttiġ forraoise
Lebanon.
17. Do riṅe an Riġ mar an gcéadna
caṫaoir mhór dfiaclaib Elephant, agus
dfoluiġ lé hór fiorġlan í.
18. Agus do bádar sé ċoiscéim
gus an ccaṫaoir ríoġa maille re
coisstól óir, noċ do bi ceangailte don
ċaṫaoir, agus láma ar gach taoib do
ionad suiḋe, agus dá leoman na
seasam ag na lámaib.
19. Agus do seasadar dá leoman
deág don táoibse, agus don taoib
oile ar na sé ċoiscéim: ni dearnaḋ a
leiṫéid a naon ríoġaċt ar bit.
20. Agus do bádar soiġṫiġe óil
an Riġ Solam uile dóir, agus uile soi-
ṫiġe óil tiġe forraoise Lebanon dóir
ġlan: níor bairgiod aontsoiġṫeċ díob;
ni raib meas ar bit air a laeṫib Sho-
luim.
21. Oir do ċuadar loingios an
Riġ go Tarsis le muintir Huram:
aonuair sna trí bliadnaib do tigdis
loingeas Tharsis ag tabairt óir leó,
agus airgid, fiacail Elephant, agus
apaḋ, agus peacóg.
22. Agus do sáruiġ an Riġ Solum
Riġṫe an doṁain uile ar saidbrios
agus ar ġliocus.
23. Agus do bidis Riġṫe an do-
ṁain uile ag iarruiḋ radhairc Sholuim,
do ċluinsion a ġliocuis, noċ do ċuir
Dia iona ċroiḋe:
24. Agus do beiridis gaċ aon aca a
ḃronnta leis, soiṫiġe airgid agus
soiṫiġe óir, agus culaḋaċa, eideḋ,
agus spiosraḋ, eich agus muillide,
suim áiriġ gaca bliaḋna.
25. Agus do bi * ag Solum ceiṫre * 1 Righ. 4.
míle stallaċ ech agus carbad, agus 26.
dá mile déag marcach, noċ do bronn sé
a ccaiṫreaċaib na ccarbad, agus a
bfoċair an Riġ an Ierusalem.
26. Agus do bi sé an Riġ ós cionn
a nuile Riġ ón * sruth [Euphrates] * Gen. 15.
go nuige crich na bhPilistineach agus 18.
go bruach na hÉgipte.
27. Agus thug na Rígh go raib
airgiod an Ierusalem mar chlochaib,
agus croinn Cédair mar chrannaib Si-
camor, atá annsna reiteach isiol, ar
lionmhaireaċt.
28. * Agus do beirdis go Solam eiċ * 1 Righ. 10.
as an Négipt, agus as gach uile 28. &c.
chrich. 2 Croin. 1. 16.
29. Anois an chuid oile do * * 1 Righ.
ghniomharthaib Sholuim ó thús go deireaḋ 11. 41.
nach bhfuilid siad scriobhtha a
leabhar Nátain an faigh, agus
a bhfáigheadóireaċt Ahiah an Silo-
niteach, agus a bhfisibh * Iddo an
féuchadóir a naġaiḋ Ieroboam mic * Caib. 12.
Nebat? 15.
30. Agus ba Riġ Solam an Ieru-
salem ós cionn Israel uile dá fiċid
bliadan.
31. Agus do ċodail Solum maille ra ai-
ṫribh, agus do hadlaiceaḋ é a cca-
ṫair Dhaibi a aṫar, agus do rio-
ġaiġ Rehoboam a mac na áit.

## Caib. 10.

AGus do ċuaiḋ * Rehoboam go Sechem: óir is go Sechem ṫáinic Israel uile do ḋénam Riġ de. *1 Riogh. 12.1 &c.

2. Agus tárla a nuáir do ċualaiḋ Ieroboam mac Nébat sin, noch do bí san Négipt, mar ar teit sé ó raḋarc Sholaimh an Riġ, gur ḟill Ieroboam as an Négipt do.

3. Agus do ċuireadar fios, agus ġoireadar é: mar sin ṫáinic Ieroboam agus Israel uile, agus do labhradar re Rehoboam, ġa ráḋ,

4. Do riñe hathair ar ccuing docraiḋ; anois uime sin eadtromuiġsi ní éigin dar ndáoirsine docamhuil, agus don ċuing ṫroimsin do ċuir sé oruinn, agus do ḋénam seirbhis duit.

5. Agus a dubhairt seision riú, tigiḋ chugam a ris a ccionn ṫri lá: agus dimṫiġ an pobal.

6. Agus do riñe an Riġ Rehoboam comhairle ris na sendaoinib do sheas as coiñe Sholaimh a aṫar, an fad do bí sé beó, ġa ráḋ, creud í an comhairle do bhértáoi damhsa lé ttiubhra mé freagra ar na daoinibsi?

7. Agus do labhradarsan ris, ġa ráḋ, má bionn tú cineulta ris an bpobalsa, agus fonn do chur orra, agus briaṫra maiṫe do ṫabhairt dóibh, béid siad na senbhoghantaib duit go bráṫ.

8. Acht do ḋiúlt seision an chomhairle ṫugadar na sendaoine dó, agus do riñe sé comhairle ris na dáoinib óga ṫugaḋ suas na ḟochair féin, agus do sheas dá laṫair.

9. Agus a dubhairt sé riú, creud an teagasc do bhertaoisi dam, le ttiubhra mé freagra ar na daoinibse do labhair riom, ġa ráḋ, eadtromuiġ ni éigin don ċuing do ċuir hathair oruinn?

10. Agus do labhradar na daoine óga ṫugaḋ suas na ḟochair, ġa ráḋ, mar so freagair tú an pobal do labhair riot, ġa ráḋ, do riñe hathair ar ccuing trom, acht déanasa nios éadtruime duinn í: marso a deir tú riú; budh raimhe mo ṁéur beagsa, ná sliasta maṫar.

11. Oir a náit ar ċuir maṫair cuing trom oraibh, cuirfe misi tuilleḋ a ccionn bur gcuinge, do smachtaiġ maṫair sib lé sciúrsaoib, acht [smaicteóchaiḋ misi sib] le sciúrsaoib delgamla.

12. Mar sin ṫáinic Ieroboam agus an pobal uile go Rehoboam an treas lá, mar a dubhairt an Riġ, dá ráḋ, tigiḋ ċugam a ris a ccionn ṫri lá.

13. Agus do ḟreagair an Riġ iad go garbh, agus do ṫreig an Riġ Rehoboam comhairle na sendaoine.

14. Agus do ḟreagair sé iad do réir ṫeagaisc na ndáoine óg, ġa ráḋ, do riñe maṫair bur ccuing trom, acht cuirfe misi na ceann: do smachtaiġ maṫair sib le sciúrsaoib, as [smaisteochaiḋ misi sib] lé sciúrsaoib delgamla.

15. Marsin ní ṫug an Riġ toradh ar an bpobal; óir is ó Dhia do bí an ċúis, chor go ccoiméollaḋ an Tiġearna a focal, noch do labhair sé re láimh * Ahiah an Silonitech re Ieroboam mac Nébat. 1 Riogh. 11. 29.

16. Agus an tan do ċoncadar Israel uile nach ar éist an Riġ riú, do ḟreagair an pobal an Riġ, dá ráḋ, creud í ar ccuid do Dháibi? agus ni bfuil oiġreacht an bit aguinn a mac Iesse: (tigeaḋ) gach áon aguibh dá bur lóistinib, ó Israel: agus a nois a Dháibi, féuch dot tiġ fein: marsin do chuáiḋ Israel uile dá lóistinib.

17. As an son cloiñe Israel do riñe comhnuiġ a ccaitreachaib Iudah, do bí Rehoboam na Riġ orra.

18. Ansin do chuir an Riġ Rehoboam Hadóram do bí ós cionn an chiosa úaḋ, agus do chlochadar clann Israel é ré clochaib, go bfuáir sé bás: acht do riñe an Riġ Rehoboam deithnios

do ḋul ſúas iona charbad do ṫeiṫiom go Hieruſalem.

19. Aguſ do chúaiḋ Iſrael a ccogaiḋ a naġaiḋ ṫiġe Dháibi guſ a niugh.

## CAIB. 11.

AGuſ an tan ṫáinic * Rehoboam go Hieruſalem do chruinniġ ſé do ṫiġ Iúdah ⁊ Bheniamin céd aguſ ceiṫre fiċhid míle do ḋaóinib togṫa, noch do bí na lúṫ cogaiḋ, do ṫroid a naġaiḋ Iſrael, chor go ttiubhraḋ an rioġaċt a riſ do Rehoboam.

* 1 Riogh. 12. 21.&c.

2. Acht ṫáinic briaṫar an Tighearna go Semaiah óglach Dé, dá ráḋ,

3. Labhair re Rehoboam mac Solaim Riġ Iúdah, aguſ ré a bfuil Diſrael an Iúdah, aguſ re Beniamin, ġá ráḋ,

4. Iſ marſo a deir an Tiġearna, ni raċtaói ſúas, aguſ ni mó ṫroidfidhe a naġaiḋ bhur ndearbhráiṫreach: filleḋ gach áon aguibh dá ṫiġ, óir iſ miſi do riñe an niſe: aguſ do umhluiġeadarſan do briaṫraibh an Tiġearna, aguſ dfilleadar ó ḋul a naġaiḋ Ieroboam.

5. Aguſ do ċoṁnuigh Rehoboam an Ieruſalem, aguſ do riñe ſé caiṫreaċa didin an Iúdah.

6. Do riñe ſé Bet-lehem, aguſ Etam, aguſ Tecoa,

7. Aguſ Bet-ſur, aguſ Socho, aguſ Adullam,

8. Aguſ Gát, aguſ Mareſſa, aguſ Siph,

9. Aguſ Adoram, aguſ Lachiſ, aguſ Azecah,

10. Aguſ Sórah, aguſ Aialon, ⁊ Hebron, noch atá an Iúdah, aguſ a mBeniamin, caiṫreacha daingne.

11. Aguſ do ḋaingniḋ ſé na caiṫléin láidre, aguſ do chuir ſé caiptiniġ ionta, aguſ ſtór biḋ aguſ ola aguſ fíona.

12. Aguſ an gach aon chaṫraigh fa leith do chuir ſé ſciaṫa aguſ gaéṫe, aguſ do riñe ſé ro láidir iad; ar mbeiṫ do Iúdah aguſ do Bheniamin dá ṫaoibh.

13. Aguſ ṫangadar na ſagairt aguſ na Lebitigh do bí an Iſrael uile chuige aſ a ccóſtaibh uile.

14. Oir dfágbadar na Lebitigh a mbailte beaga, aguſ a ſeilbh, aguſ ṫangadar go Iúdah, aguſ go Hieruſalem: oir do ṫeilg Ieroboam aguſ * a mic amach iad ó ḋénamh oifige an tſagairt don Tighearna.

* Caib. 13. 9

15. Aguſ do órduigh ſé ſagairt dó féin anſna háitib árda, aguſ do na diablaibh, aguſ do na láoġhaibh do riñe ſé féin.

16. Aguſ na ndiaigh ſin aſ uile ṫreabhaibh Iſrael an méid do ſocruiġ a ccroiḋe diarraiḋ an Tiġearna Dia Iſrael, ṫangadar go Hieruſalem díodhbhairt don Tiġearna Dia a naiṫreaċ.

17. Marſin do neartuiġeadar rioġaċt Iúdah, aguſ do riñeadar Rehoboam mac Soluim láidir trí bliadna: óir do ſiubhluiġeadar trí bliadna a ſliġe Dháibi aguſ Sholaimh.

18. Aguſ ṫug Rehoboam chuige na mnáoi Mahalat inġean Ierimot mic Dháibi, aguſ Abihail inġean Eliab mic Ieſſe:

19. Noch rug clañ dó; Ieuſ, aguſ Samariah, aguſ Saham.

20. Aguſ na ḋiaigh ſin, ṫug ſé * Maachah inġean Abſolom, noch rug Abiah dó aguſ Attai, aguſ Siza, aguſ Selomit.

* 1 Riogh 15. 2.

21. Aguſ do ġhráḋuigh Rehoboam Maacah inġean Abſolom óſ cionn a ban uile, aguſ a leannána (óir ṫug ſé oċt mná déug, aguſ trí fiċid leannán) aguſ rugaḋ oċt mic fiċiod dó aguſ trí fiċid inghean.

22. Aguſ do riñe Rehoboam úaṫarán do Abiah mac Maachah do riaghlaḋ a measc a dhearbhráiṫreach.

thṗreach, óir do ṡáoil sé Rígh do dénamh dé.

23. Agus do rinne sé go críonna, agus do scáoil sé a ċlann uile ar feadh ċríoch Iúdah agus Bheniamin da gaċ áon chathraigh daingin, agus do ċuir sé lón go lór leó: agus do bí dúil a niomad ban aige.

---

CAIB. 12.

AGus tárla an tan do daingnigh Rehoboam san ríoghaċt, agus do neartaigh sé é féin, gur thréig sé dligheadh an Tighearna, agus Israel uile maille ris.

2. Agus tárla an cúigeadh bliadhain don Righ Rehoboam go ttáinic Sisac Righ na hÉgipte suas a naghaidh Ierusalem (do bhrígh gur peacaigheadar* a naghaidh an Tighearna.)

*1 Rígh. 14. 25.

3. Maille ré dá ċéad déag carbad, agus trí fiċċid míle marcach, agus níor bféidir áireamh an dhrong táinic leis ón Égipt: na Lubimigh, na Succimigh, agus na hEtiópianaigh.

4. Agus do ghabh sé na caithreaċa daingne, noch do bhean re Iúdah, agus táinic sé go hIerusalem.

5. Ann sin táinic Semaiah an fáigh go Rehoboam, agus go prionnsadhaibh Iúdah, noch do ċruinnigh a bfoċair a ċéile ann Ierusalem do bhrígh Shisac, agus a dubhairt sé riú, Is marso a deir an Tighearna, do ṫréigeabhair misi, agus marsin dfág misi sibhsi a láimh Shisac.

6. Dá bhrígh sin dumhluigheadar prionnsadha Israel agus an Righ iad féin, agus a dubhradar, atá an Tighearna ceart.

7. Agus an tan do chonnairc an Tighearna gur umhluigheadar iad féin, táinic focal an Tighearna go Semaiah gha rádh, dumhluigheadar iad féin, ní sgriosfa mé iad, aċ do bhéara mé tárrtháil éigin orra, agus ní dóirtfighthear mfearg amaċ ar Ierusalem le láimh Shisac.

8. Tháirís sin, béid siad na searbhfoghantaibh aige; le mbia fios aca ar mo sheirbhíseisi, agus ar sheirbhís ríoghaċt na ccríoċ.

9. Marsin táinic Sisac Rígh na hÉgipte suas a naghaidh Ierusalem, agus rug leis ionnmhus tighe an Tighearna, agus ionnmhus tighe an Rígh, rug sé leis an tiomlán: rug sé leis mar an gcédna na sgiatha óir, noċ do *rinne Solamh.

*Caib. 9. 15.

10. Iona náit sin do rinne Rehoboam sgiatha prais; agus tug a láimhibh úachtaráin an gharda iad, noċ do ċoimhéd dul a steaċ tighe an Rígh.

11. Agus a nuair do tiagadh an Rígh a steaċ go tigh an Tighearna, tigeadh an gharda agus do beirdís leó iad, agus do beirdís ar ais iad go seómra an gharda.

12. Agus an tan dumhluigh sé é féin, dfill fearg an Tighearna uadh, nar báill leis a sgrios tríd amaċ: agus fós ann Iúdah do bí gaċ ní go maith aca.

13. Mar sin do neartaigh* Rehoboam é féin ann Ierusalem, agus do ríoghadh innte; óir do bí Rehoboam bliadhain agus dá fiċċiod dáois a núair do thosaigh sé a righe, agus do bí na Rígh seaċt mbliadhna déag ann Ierusalem, an ċaṫair do ṫog an Tighearna amach as treabhaibh Israel uile do ċur a anma innte: agus do bé ainm a máthar Naamah, Ammoniteaċ.

*1 Rígh. 14. 21.

14. Agus do rinne sé olc, do bhrígh nar umhluigh sé a ċroidhe diarraidh an Tighearna.

15. Anois gníomha Rehoboam ó ṫús go deireadh, naċ bfuilid siad sgríobhtha a leabhar Shemaiah an fáigh, agus Iddo an fhéadoir a ttaobh ghinealach? agus do bádar cogtha idir Rehoboam agus Ieroboam a ccomhnaidhe.

16. Agus

16. Agus do ċodail Rehoboam agá aitribh, agus do hadhlaiceadh é a ccathraigh Dháibhi; agus do rioghaigh Abiah a mhac iona áit.

## Caib. 13.

1 Riogh. 15. 1. &c.



Nois *an taoċtmhadh bliadhain déag don Righ Ieroboam do ṫosaigh Abiah a righe ós cionn Iúdah.

2. Do bhí sé na Righ trí bliadhna ann Ierusalem (do bé fós ainm a mathar Michaiah ingean Uriel ó Ghibea:) agus do bhí cogadh eidir Abiah agus Ieroboam.

3. Agus do ċuir Abiah an cath a nórdughadh lé slúagh do dháoinibh curata a ccogadh, eadhon ceithre ċéad míle fear toghtha: do ċuir Ieroboam mar an ccédna an cath a nórdughadh na aghaidh-sion le hocht ccéad míle fear toghtha, do dháoinibh neartmhara a ngaisgidh.

4. Agus do ṡeas Abiah ar sliabh Semaraim, noch atá a sliabh Ephraim, agus a dubhairt; éistidh riomsa, a Ieroboam, agus a Israel uile.

5. Nach ar ċóir dháoibhsi a fios do bheiṫ agaibh go ttug an Tighearna Dia Israel an rioghachd ós cionn Israel do Dháibhi coidhċe, eadhon dó féin agus dá mhacaibh, re connradh salainn?

6. Tháinig sin, d'éirigh Ieroboam mac Nébat seirbhíseach Sholaimh mic Dáibhi suas, agus do ċuaidh * a ccogadh a naghaidh a tighearna.

* 1. Riogh. 11. 26.

7. Agus do chruinnigheadh ċuige sion dáoine díomháoine, clann Bhélial, agus do neartuigheadar iad féin a naghaidh Rehoboam mic Solaimh, a nuair do bhí Rehoboam óg agus bogċroidheach, agus nar ḟéad cur na naghaidh.

8. Agus anois sáoiltí sibhse seasamh a naghaidh rioghachta an Tighearna a láimh mac Dáibhi, agus atáthaoi romhórán dáoine, agus atá agaibh láoigh óra, noch do rinne * Ieroboam dháoibh mar dhée.

* 1 Riogh. 12. 28.

9. * Nach ar ṫeilgeabhar amach sagairt an Tighearna, mic Aaron agus na Lebhitigh, agus do rinneabhar dháoibh féin sagairt do réir moda ċineadhach ċrioch oile? ionnus giodh bé ar bith ṫiucfus dá ċoisreagadh féin, lé bulóig, agus lé seacht reithe, go bfédann an té sin beiṫ na sagart dhóibhsin nach bfuil na ndéeibh.

* Caib. 11. 14.

10. Acht ar ar son-ne, is é an Tighearna ar Ndia, agus níor ṫréigeamar é: agus siad mic Aaron na sagairt noċ do níd miniostralas don Tighearna, agus na Lebhitigh ag feitiomh ar a nobair féin.

11. * Agus loisgid siad don Tighearna gaċa maidin, agus gaċ tráthnóna iodbarta loisge agus túis dheaghbholaidh: órduighid mar an gcédna an tarán taisbeánta ar an mbórd bfíorghlan, agus an coinnleóir óir gona shoillsibh do lasadh gaċa nóna: óir coimhédmaoid úalach an Tighearna Dé, aċ do ṫréigeabhairse é.

* Caib. 2. 4. Lebhit. 24. 6.

12. Agus féuchaidh, atá Dia féin linne mar ċaiptín orainn, agus a sagairt ag fuáimnigh re stocaibh dfógra bristé oraibhse: ó a ċlann Israel, ná troidigh a naghaidh an Tighearna Dia bhur naithreadh, óir ní éireochaidh sé libh.

13. Acht tug Ieroboam fa deara luigheacán do ṫeaċt timċioll fa na ccúl: marsin do bhádar ar coimhe Iúdah, agus an ċealgleath a ccúl.

14. Agus an tan dfeaċ Iúdah na ndiaigh, féaċ do bhí an cath rompa, agus na ndiaigh, agus do ghoireadar ar an Tighearna, agus do shéideadar na sagairt na stuic.

15. Ann sin do léigeadar fir Iúdah gáir, agus mar do gháireadar fir Iúdah, tárla gur bhuail Dia Ieroboam, agus Israel uile roimhe Abiah agus roimhe Iúdah.

16. Agus

16. Agus do teithedar clann Israel roimhe Iúdah, agus do thiodhlaic Dia iona láimh iad.

17. Agus do mharbh Abiah agus a phobal iad le hár mór: ionnus gur thuit síos marbh d'Israel cúig céd míle fer togtha.

18. Marsin do cuireadh fáoi clann Israel ran namsin, agus rugadar clann Iúdah buaidh, do brígh gur sheasadar ar an Tighearna Dia a naithreadh.

19. Agus do lean Abiah a ndiáigh Ieroboam, agus do bhean caithreacha dhe, Bet-el gun a bailtibh, agus Iesanah gun a bailtibh, agus Ephraim gun a bailtibh.

20. Ní mó rug Ieroboam neart a rís a laethibh Abiah; agus do búail an Tigearna é: agus dhéug sé.

21. Acht do fhás Abiah cumhachtach, agus do phós sé ceithre mná dhéug, agus rugadh dá mac agus fithche, agus sé hinghena deug dó.

22. Agus an chuid oile do ghníomharthaibh Abiah agus a shlighthe agus a ráidhte, atáid siad sgriobhtha a sdair * Iddo an fháigh. Caib. 12. 15.

CAIB. 14.



Ansin do chodail Abiah a bfochair a aithreadh, agus dadhlaicedar é a gcathraigh Dháibhi, agus do ríoghadh * Asa a mhac iona áit: iona laethibh do bhí an tír suaimhneach deich mbliadhna. 1 Righ 15. 8. &c.

2. Agus do rinne Asa an ní fa maith agus fa cheart a radharc a Thighearna Dé.

3. Oir do theilg sé sgeacha altóra na ndée ccoimhthigheach, agus na háite árda, agus do bhris sé síos na hiomáighe, agus do ghearr síos na garráin.

4. Agus do aithin sé do Iúdah an Tighearna Dia a naithreadh diarraidh, agus a dhlighe agus a aitheanta do choimhéd.

5. Mar an ccéadna do rug sé as caithreachaibh Iúdah uile na háite árda agus na hiomáighe: agus do bhí an ríoghachd socair dá láthair.

6. Agus do chuir sé caithreacha daingne súas an Iúdah: óir do bhí ciúnas ag an ttír, agus ní raibh cogadh ar bith aimsir na bliadhantaibh sin: do brígh go ttug an Tighearna suaimhneas dó.

7. Uime sin a dubhairt sé ré Iúdah, Cuirriom na caithreacha súas, agus déanam balladha na ttimcheall, agus túir, geataidha, agus barradha, an fead bhias an fearann fós ar an ccor féin; do brígh gur iarramar an Tighearna Dia, do ghuidhemar é, agus tug sé socrachd dhúinn da gach uile taoibh; marsin do rinnedar fagniomh, agus do chuadar ar a naghaidh.

8. Agus do bhí slúagh daoine ag Asa do iomchradh tsigheadh agus gaethe as Iúdah trí céd míle, agus as Beniamin diomchradh sciatha, agus do tharraingeadh bogha, dá céd, agus ceithre fithchid míle: do budh fir árrachta chródha iadsin uile.

9. * Agus táinic Serah an Tetiópech amach na naghaidh, lé slúagh míle do mhíltibh, agus trí céd carbad: agus táinic sé go Maresah. Caib. 16. 8.

10. Ann sin do chuaidh Asa amach na aghaidh, agus do chuiredar an cath a nórdughadh a ngleann Sephatah ag Maresah.

11. Agus dhéigh Asa ar a Thighearna Dia, agus a dubhairt, a Tighearna * as beag agadsa cabhair do thabhairt, ceachtar aca lé mórán no ló lus gan neart ar bith, tabhair dhúinne cabhair a Thighearna Dia: óir is ort chuirmid sinn féin agus ann tainmsi teighmid a naghaidh an niomarcuidhse: ó Thighearna, is tú ar Ndia, ná beireadh duine buaidh ort. 1 Sam. 14. 6.

12. Ann sin do bhúail an Tighearna na Hetiópigh roimhe Asa agus roime

ṁe Iúdah, agus do ṫeiṫiodar na Hetiópigh.

13. Agus do len Asa agus an ṁuinntir do bi na ḟocair iad go Gérar, agus do cláoidheadh na Hetiópigh, ionnus nar ḟeádadar iad féin do ṫárṫáil: óir do marbaḋ iad a laṫair an Tiġearna, agus a laṫair a ṡlóigh, agus rugadar romóran édala leó.

14. Agus do búaileadar na caiṫreacha uile fa ccúairt timċioll Ghérar: óir ṫainic eagla an Tiġearna orra, agus do airgeadar na caiṫreaċa uile: óir do bi iomarcuidh édala ionnta.

15. Do búaileadar mar an ccédna na búailteaċa áirnéise, agus rugadar leó iomarcuidh cáorach agus cámall, agus dfilleadar go Hierusalem.

## CAIB. 15.

Agus ṫáinic spiorad Dé ar Asariah mac Obed.

2. Agus do ċuáiḋ sé amaċ a ccoinne Asa, agus a dubhairt ris, éistigh riomsa Asa, agus Iúdah uile, agus a Bheniamin, atá an Tiġearna maille ribh, an feaḋ béiṫi maille ris, agus má iarṫáoi é, atá sé ar faghail agaibh; aċt má ṫréigṫi é, tréigfiḋ sé sibh.

3. Anois do bi Israel ré haimsir ḟada gan an Dia fire, agus gan sagart teagaisg, agus gan dliġeaḋ.

4. Acht a núair dfilleadar iona mbuaiḋreaḋ air an Tiġhearna Dia Israel, agus diarradar é, do fúaradar é.

5. Agus annsna haimsearaibh sin ni raib sioċċáin ar biṫ ag an ti do raċaḋ amaċ, nó ag an ti do ṫiucfaḋ a steaċ, aċt búaiḋearṫa móra air gaċ uile áitreabhach na ccriocha.

6. Agus do bi tir dá milleaḋ ag tir oile, agus caṫair ag caṫair oile; óir do buáiḋir Dia iad lé gaċ uile aindeise.

7. Biṫi láidir air a nadhbharsin, agus ná bidis bur láma lag, óir do ġeabhṫáoi lúaċ bur sáoṫair.

8. Agus an tan do ċúala Asa na briáthrasa agus tairgire Obed an fáiġ, do ġab meanma é, agus do ṫeilg sé sceaċa na hiodhail adhfuaṫmara as crich Iúdah, agus Bheniamin uile, agus as na caiṫreacaib do ġab sé do ṡliab Ephraim, agus do aṫnúaiġ sé altóir an Tiġearna do bi as coinne ṗoirse an Tiġearna.

9. Agus do cruinniġ sé Iúdah agus Beniamin uile, agus coimiġṫiġ maille riú as Ephraim, agus as Manasseh, agus as Simeon: óir do ḟilleadar morán Disrael air, a núair do ċonncadar go raib a Thiġearna Dia leis.

10. Marsin do ċruinniġeadar iad féin a ccionn a ċéile ann Ierusalem an treas mi annsa ċuigeaḋ bliaḋain déag do rioġaċt Asa.

11. Agus dofráladar don Tiġearna fá namsin féin do na creaċaib tugadar leó, seaċt ccéd dam, agus seaċt mile cáora.

12. Agus do rinneadar cunnraḋ, an Tiġearna Dia a naiṫreaḋ diarraiḋ le na nuile ċroiḋe, agus le na nuile anam:

13. Ionnus giḋ bé naċ iarrfaḋ an Tiġearna Dia Israel, * go ccuirfiḋe ċum báis é má beag nó mór, má fear nó bean é. * Deut. 13. 5.

14. Agus ṫugadar mionna don Tiġearna do ġuṫ árdmór agus lé gáir, agus le stocaib, agus le coirnetibh.

15. Agus do lúaṫġáir Iúdah uile leis na mionnaibhsin: óir do ṁionnuiġeadar le na uile ċroiḋe, agus diarradar é le na ttoil iomlain, agus fúaradar é, agus ṫug an Tiġearna sócraċt dóib timċioll fa ccuáirt.

16. Agus mar an ccédna * Maachah maṫair Asa an Riġ, do aṫruiġ sé * 1 Righ. 15. 13.

sí ó beiṫ na bainríoġain, do ḃríġ
go ndearnaḋ sí iomáiġe a ngarrán,
agus do ġearr Asa síos a hiomáiġe,
agus do ṁionḃrúiġ í, agus do loisg sé
í ag sruṫ Cedron.
17. Acht níor cuireaḋ na háite árda
ar ccúl an Israel; giḋeaḋ do ḃí
croiḋe Asa iomlán ar feaḋ a ṡáoġhail.
18. Agus tug sé go tiġ Dé na
neiṫe do ċoisrig a aṫair, agus na neiṫe
do ċoisrig sé féin, airgiod, agus
ór, agus soiṫiġe.
19. Agus ní raiḃ cogaḋ ní buḋ mó,
go ruige an cúigeaḋ bliaḋain ar ṫriocaḋ
do ríoġaċt Asa.

# CAIB. 16.

1 Ríogh. 15. 17.
ANsa * seiseaḋ bliaḋain déag
ar fiċċiod do ríġe Asa,
táinic Baasa Ríġ Israel
suas a naġaiḋ Iúdah, agus
do ċuir sé Ramah suas,
ar ċor naċ léigfeaḋ sé aondaoine do
ṫeaċt asteaċ, nó dul amaċ go Hása,
Ríġ Iúdah.
2. Ansin tug Asa airgiod agus
ór amaċ as ionmusaiḃ tiġe an Tiġearna,
agus as tigh an Ríġ, agus do
ċuir sé go Benhadad Ríġ na Siria do ḃí
na ċoṁnuiġh an Damascus, gha
rádh,
3. Atá ceangal eadrumsa agus tusa,
mar do ḃí eidir maṫairse agus haṫairse:
féc do ċuir mé ċugad airgiod agus
ór; imṫiġ, bris do ṡioṫċáin re Baasa
Rígh Israel, ċor go nimeoċaḋ sé
uaimse.
4. Agus do éist Benhadad ris an
Ríġ Asa, agus do ċuir sé caiptinig
a ṡlóiġ a naġaiḋ ċaiṫreaċa Israel,
agus do buaileadar Iion, agus Dan, ⁊
Abelmaim, agus uile ċaiṫreaċa stóir
Naphtali.
5. Agus tárla a nuair do chuala
Baasa sin, gur éirigh sé do
ċur Ramah suas, agus gur scuir
sé dá obair.
6. Ansin rug an Rígh Asa Iúdah
uile leis, agus rugadar leó cloċa Ramah,
agus a hadmad, le a raiḃ
Baasa gha cur suas, agus do
ċuir se Geba agus Mispah suas
leó.
7. Agus ansa namsin ṫáinic Hanani
an féuċadóir mar a raiḃ Asa Rígh
Iúdah, agus a duḃairt sé ris, do ḃríġ
gur ċuir tú do ḋóiġ a Rígh na Siria,
agus naċ an do Thighearna Dia
do ċuir tú do ḋóiġ, uime sin do imṫiġ
sluagh Rígh na Siria as do
láiṁ.
8. Nach ar ṁór sluagh na * Netiópeċ
agus na Lubimeċ, maille re mórán
carbad ⁊ marcsluaġ? giḋeaḋ do ḃríġ
gur ṫaoḃ tusa ris an Tiġearna, tug
sé an do láiṁ iad. Caib. 14. 9.
9. Óir riṫid súile an Tiġearna ṫairsge
agus uaḋ ar feaḋ an doṁain, dá
foillsiuġaḋ féin láidir do ṫaoḃ na
druinge a mbí a ccroiḋe iomlán da ṫaoḃ.
Anso do riṅe tusa go leam: uime sin
ó so amaċ biaiḋ cogaḋ ort.
10. An sin do ḃí fearg ar Asa ris
an bféuċadóir, agus do ċuir sé a ttiġ
prìosúin é: óir do ḃí sé ar cuṫaċ ris
dá ḃríġ so. Agus do ḃrúiġ Asa drong
don pobal sa namsin féin.
11. Agus féuċ gníoma Asa tosach
agus deiġionaċ ataid ċeana scrioḃṫa
a leaḃar Ríogh Iúdah agus Israel.
12. Agus do ghaḃ easláinte Asa
iona ċosaiḃ an naomaḋ bliaḋain déag
ar fiċċiod da ríghe, nó go raiḃ a
easláinte anmór: giḋeaḋ iona ṫinnes
níor iarr sé an Tighearna, acht na
leagha.
13. Agus do ċodail sé a ḃfoċair a aiṫreaḋ,
agus déug sé ansa naonmaḋ
bliaḋain agus dá fiċċiod dá ríġe.
14. Agus do adlaiceadar é iona
ṫúama féin, noċ do riṅe sé ḋó féin a

caṫraiġ Ḋáibi, 7 do ċuireadar é annsa leabaiḋ do bí lán do ḋeaġḃolaḋaiḃ, agus do ṁórán sórt [spíosraḋ] ar na ngleus deaġlaḋaiḋ an poticairi: agus do riṅneadar loscaḋ romór air a son.

---

## Cap. 17.

* 1 Riogh. 15. 24.

AGus * do rioghaiḋ Iehosaphat a ṁac iona áit, agus do neartuiġ sé é féin a naghaiḋ Israel.

2. Agus do ċuir sé neart daoine a ccaiṫreaċaiḃ daingne Iúdah uile, agus do ċuir sé garasún a bfearann Iúdah, agus a ccaiṫreaċaiḃ Ephraim, noċ do ghaḃ Asa a aṫair.

3. Agus do bí an Tiġearna le Iehosaphat, do bríġ gur siubail sé a ccéidsliġtiḃ a aṫar Dáibi, agus nar iarr sé ċum Baalim.

4. Acht do ġuiḋ sé cum an Tiġearna Dia a aṫar, agus do siubail sé iona aiṫeantaiḃ, agus ní do réir ġníoma Israel.

5. Uimesin do ḋaingniḋ an Tiġearna an rioġaċt iona láim, agus tug Iúdah uile tiodhlaice chum Iehosaphat, agus do bí saiḋbrios, agus onóir aige go lór.

6. Agus do bí a ċroiḋe ar na tógbáil suás a sliġtiḃ an Tiġearna: tuilleaḋ fós do ċuir sé na haite árda, agus na garráin as Iúdah.

7. Mar an ccéadna ann an treas bliaḋain dá riġe do ċuir sé teaċta a ccionn a ṗrionnsaḋ, eadhon go Ben-hail, 7 go Hobadiah, agus go Sechariah, agus go Netaneel, agus go Micaiah, do ṫeagasc a ccaiṫreaċaiḃ Iúdah:

8. Agus do ċuir sé Lebitigh leó, eadhon Semaiah, agus Netaniah, agus Sebadiah, agus Asahel, agus Semiramot, agus Iehonatan, agus Adoniah, agus Tobiah, agus Tob-adoniah, Lebitiġ; agus maille riú, Elisama, agus Iehoram, sagart.

9. Agus do ṫeagaisceadar ann Iúdah, agus do bí leabar dliġe an Tiġearna aca, agus do ċuadar timċioll ar feaḋ caiṫreaċ Iúdah, agus do ṫeagaisceadar an pobal.

10. Agus do ṫuit eagla na Tiġearna ar uile rioġaċtaiḃ na ccríoċ do bí timċioll Iúdah, ionnus naċ dearnadar cogaḋ a naġaiḋ Iehosaphat.

11. Thugadar fós cuiḋ do na Philistinibh tiodhlaice chum Iehosaphat, agus cíos airgid; agus ṫugadar na Harábianaiġ tréada cuige, seaċt mile agus seaċt ccéad reiṫe, agus seaċt mile agus seaċt cceud poc.

12. Agus d'fás Iehosaphat mór go habbal, agus do ċuir sé suás ann Iúdah caisleáin agus caithreacha stóir.

13. Agus do bí iomad gnoṫaiġeaḋ aige a ccaithreachaiḃ Iúdah agus luċt cogaiḋ, daoine neartṁara gaisgeamla ann Ierusalem.

14. Agus is iadso a nuiṁir do réir tiġe a naiṫreaḋ: do Iúdah caiptiniġ milteaḋ; Adnah an té buḋ oirḋearca, agus daoine cumasaċa a ngaisceadh na foċair, trí ċéad mile.

15. Agus na ḋiaiġ sin do bí Iehohanan an caiptin, agus na foċair sin dá ċéad agus ceithre fichchid mile.

16. Agus na ḋiaiġ sin Amasiah mac Sichri, noch d'ofráil é féin go toilteanaċ don Tiġearna, agus maille ris dá ċéad mile fear láidir beódha.

17. Agus do Bheniamin; Eliada, fear cumasaċ a ccroḋaċt, agus maille ris daoine armtha re bodha agus re sgéit, dá ċéad mile.

18. Agus na ḋiaigh sin do bí Iehosabad, agus maille ris sin céud agus ceiṫre fiṫċid mile, réiḋ gléasta ċum an ċogaiḋ.

19. Do

19. Do bhádar so ag freastal ar an Righ, taobh amuigh don druing do chuir an Righ a ccaithreachaibh daingne ar fedh Iúdah uile.

---

CAIB. 18.

Nois do bhí saidhbhrios agus onóir ag Iehosaphat go lionmhar, agus do rinne sé cleamhnus re Ahab.

1 Riogh. 22. 2. 2. Agus * tar éis bliadhan áiridhe do chuaidh seision go Habab go Samária, agus do mharbh Ahab caoiridh, 7 daimh go lór dhó féin agus do na daoinibh do bhí na fochair, agus diarr air dul leis suas go Ramot-giledo.

3. Agus a dubhairt Ahab Righ Israel re Iehosaphat Righ Iúdah, an racha tusa liomsa go Ramot-giled? agus do fhreagair seisione é, atáimse mar atá tusa, 7 mo dhaoine mar do dhaoinesi, agus biamaoid leat annsa ccogadh.

4. Agus a dubhairt Iehosaphat re Righ Israel, guidhim thú, fagh scéla ó bhreithir an Tighearna a niugh.

5. Uime sin do chruinnigh Righ Israel a bhfochair a chéile do na fáidhibh ceithre céd fear, 7 a dubhairt sé riú, an racham suas go Ramot-giled do chur catha, nó an locfa mé? Agus a dubhradarsan, imthigh, óir do bhéara Dia a láimh an Righ í.

6. Acht a dubhairt Iehosaphat, nach bhfuil annso fáidh oile do mhuintir an Tighearna, ionnus go bhfiafruighemís de?

7. Agus a dubhairt Righ Israel re Iehosaphat, atá fós aonduine amháin le a bhféadfamuis ceistnughadh um an Tighearna: acht atá fuath agamsa air, óir ní thairngireann sé maith dhamh go brath, acht olc gach uile uair: sé sin Michaiah mac Imla. Agus a dubhairt Iehosaphat, ná habradh an Righ mar sin.

8. Agus do ghoir Righ Israel ar aon dá oifigeachaibh, agus a dubhairt, tabhair leat go luath Michaiah mac Imla.

9. Agus do shuidh Righ Israel 7 Iehosaphat Righ Iúdah, gach aon aca iona chathaoir féin éudaighthe iona róbaibh, agus do shuidhedar a náit fhairsing a ndul a sdech gheata Samária, agus na fáidhe uile ag fáidhedóireacht ar a ccoinne.

10. Agus do rinne Sedeciah mac Chenaanah adharca iarainn dó féin, agus a dubhairt, is marso a deir an Tighearna, leó so buailfios tú Siria nó go sgriostar iad.

11. Agus do thairngeadar na faidhe uile mar sin, gá rádh, imthigh suas go Ramot-giled, agus beir buaidh: óir do bhéara an Tighearna a láimh an Righ í.

12. Agus do labhair an teachdaire do chuaidh do ghairm Michaiah dá rádh ris, féuch taisbenaid briathra na bfáidh maith don Righ ag techt le chéile: guidhim thú, bíodh thfocalsa mar an ccéadna mar focal aoin diobhsan, agus abairsi ni maith.

13. Agus a dubhairt Michaiah, mar mhairios an Tighearna, gidh bé ar bith a déaras mo Dhia, isé sin a déaras misi.

14. Agus a nuair tháinic sé gus an Righ, a dubhairt an Righ ris, a Mhicaiah, an racham go Ramot-giled do chathughadh, nó an locfa mé? agus a dubhairt seision, imthighidh suas agus beiridh buaidh, óir do bhéartar iad bhur láimh iad.

15. Agus a dubhairt an Righ ris; ca méid uair do ghéineochus mé thú gan éinni do rádh riom acht firinne, a nainm an Tighearna?

16. Annsin a dubhairt seision, do chonnairc mé Israel uile scaptha ar na sléibhtibh mar chaoircha gan aodhaire, agus a dubhairt an Tighearna, ní bhfuil maighistir acasó, filledis ar a naonbhar sin gach aon dá thigh féin a siothcháin.

17. Agus a dubhairt Righ Israel re
Iehosaphat, nach ar innis mé dhuit nach
ttiubhradh sé maith damhsa, acht olc?

18. A dubhairt sé a ris, uimesin
éistidh briathar an Tighearna, do chonnairc
mé an Tighearna na shuidhe iona chathaoir,
agus sluagh flaitheamhnus na seasamh
air a láimh dheis, agus chlé.

19. Agus a dubhairt an Tighearna,
cia bhéaras air Ahab Righ Is-
rael dul suas, agus tuitim
ag Ramoth-gilead? agus do la-
bhair aon ga rádh air an modhso, agus ar-
oile air an modh úd.

20. Ansin tháinic * spiorad amach,
agus do sheas sé ar coinne an Tighearna,
7 a dubhairt, faideochaidh misi faoi. Agus
a dubhairt an Tighearna ris, cred leis?

* Eoin. 1. 6.

21. Agus a dubhairt seision, racha
mé amach, agus biaidh mé am spiorad
bréagach a mbéul a fháidh uile. Agus a
dubhairt an Tighearna, broisteochaidh tú é,
agus fós éireochaidh leat; éirigh
amach, agus déna mar sin.

22. Anois ar a nadhbharsin féuch
do chuir an Tighearna spiorad bréagach a
mbéul na bfáidhso agadsa, 7 do labhair an
Tighearna olc ad haghaidh.

23. Ansin tháinic Sedeciah mac Che-
naanah a ccomfhogus, agus do bhuail
sé Micaiah air an ngiall, agus a du-
bhairt, cá slighe a ndeachaidh spiorad an
Tighearna uaimse do labhairt riotsa?

24. Agus a dubhairt Micaiah, féuch
do chife tusa air an lá sin féin racus tú
a seomra a bfad a stech dot fo-
lach féin.

25. Ansin a dubhairt Righ Israel, gla-
caidhse Micaiah, agus beiridh air aise é
go hAmon riaghloir na cathreach,
agus go Ioas mac an Righ:

26. Agus abraidh, is marso a deir
an Righ, cuiridh é so ansa priosún,
agus biathaidh é lé harán na hanacra,
agus le huisce na peannaide nó go bfil-
lidh misi a siothcháin.

27. Agus a dubhairt Micaiah, má
fillean tú go deimhin a siothcháin, ansin
nior labhair an Tighearna thriomsa. Agus
a dubhairt seision, éistidh so a pobal uile.

28. Marsin do chuaidh Righ Israel,
agus Iehosaphat Righ Iudah suas go
Ramot-gilead.

29. Agus a dubhairt Righ Israel re
Iehosaphat, dicheilfe misi mé féin,
agus racha mé chum an chatha, acht
cuirse do róbadha ort: marsin do di-
cheil Righ Israel é féin, agus do chua-
dar chum an chatha.

30. Anois do fhuagair Righ na Siria
do chaiptinibh a charbad do bhi na fochair,
ga rádh, ná troididhsi re neach beg nó
mór, acht re Righ Israel amháin.

31. Agus tárla an tan do chonca-
dar caiptinigh na ccarbad Iehosapat,
go ndubhradar, isé so Righ Israel uime-
sin thangadar na thimchioll do throid: as
do éigh Iehosaphat go hárd, agus do
chonghaibh an Tighearna ris, agus thug
Dia orrasan a fágbháil.

32. Oir tárla a nuair do aithni-
gheadar caiptinigh na ccarbad nach é Righ
Israel do bhi ann, dfilleadar air a nais a
ris ó leanmhain air.

33. Agus do tharraing duine ái-
righ bogha go teagmhasach, agus do
bhuail sé Righ Israel idir alta a lúirighe:
uime sin a dubhairt sé re na ghiolla
carbaid, fill do lámh, cor go mbeirir
amach as an tsluagh mé: oir ataim
loitigh.

34. Agus do mhéduigh an cath an lá
sin: acht chena do chongaibh Righ Israel é
féin na sheasamh iona charbad a naghaidh na
Sirianach go tráthnóna: agus timchioll
am greine dul faoi fuair sé bás.

## CAIB. 19.

Agus dfill Iehosaphat
Righ Iudah da thigh a siot-
cháin go Ierusalem.

2. Agus do chuaidh Iehu
mac Hanani an féchadoir amach na choinne,
agus

agus a dubhairt sé ris an Righ Iehosa-
phat; nar chóir dhuitsi congnamh ris
a ndroing neimhdhiadha, agus gradh do
thabhairt don lucht fuathuighios an Tighear-
na? uime sin atá fearg riot ó láthair an
Tighearna.
*Caib. 17. 4. 6. 3. Thárla sin fríth * neithe maithe
ionad, mar do sgrios tú na garrain as
an ttír, agus gur umhluigh tú do chroi-
dhe diarraidh Dé.
4. Agus do roinne Iehosaphat comh-
nuighe an Ierusalem: agus do chuaidh
sé amach a ris ar feadh an pobail ó Bheer-
seba go sliabh Ephraim, agus tug
sé ar a nais iad chum an Tighearna
Dia a naithreadh.
5. Agus do chuir sé breitheamhuin ann-
sa tír ar feadh caithreach daingean Iudah
uile ó chathraigh go cathraigh:
6. Agus a dubhairt sé ris na brei-
theamhnuibh, tugaidh dá bhur naire cred do
dheantaoi? oir ní do dhuine bheurthaoi breath,
acht don Tighearna, noch atá maille ribh
annsa breitheamhnus.
7. Anois uime sin biodh eagla an Ti-
ghearna oraibh, tugaidh dá bhur naire, a-
gus déanaidh é: oir ní bhfuil * locht ar
*Deut. 10. 17. bith ann ar an tTighearna Diane, nó meas ar
Job. 34. 19. phearsannuibh, nó glacadh cumthach.
Gniomh. 10. 34. 8. Do chuir fós Iehosaphat ann
Rom. 2. 11. Ierusalem do na Lebhitibh, agus do na
Gal. 2. 6. sagartuibh, agus do togha aithreach Is-
1 Pet. 1. 17. rael, do dheanamh breitheamhnuis an Tighearna,
agus do neitheach imreasuin, an uair do
fhilliodar go Ierusalem.
9. Agus do chuir sé dualach orra,
dá rádh, mar so do dheantaoi a nuamhan an
Tighearna go hionnraic, agus le croidhe
iomlán.
10. Agus gidh bé ar bith cúis thiuc-
fas chugaibh ó bhur ndearbhraithribh chomhnui-
ghes iona ccaithreachaibh, eidir fhuil agus
fuil, idir dhligheadh agus aithne, reachta
agus bhreithemhnusa, do bhéurthaoi
fuagra dóibh gan aindligheadh do dheanamh a
naghaidh an Tighearna, as a ttiucfadh
díoghaltas oraibh, agus air bhur ndear-
bhraithribh: déanaidh so, agus ní dheantaoi
aindligheadh.
11. Agus féuchaidh, atá Amariah an
tárdshagart ós bhur ccionn a nui-
le chúisibh an Tighearna, agus Sebad-
iah mac Ismael riaghloitheóir tighe Iú-
dah ar son uile chúiseann an Righ: béid na
Lebhitigh fós na noifigeachaibh re bhur na-
ghaidh. Déanaidh go curata, agus biaidh an
Tighearna maille ris an maith.

## CAIB. 20.



ARla na dhiaigh so
fós go ttangadar clann
Mhoab, agus clann Ammon,
agus daoine oile maille riú
taobh amuigh do na Hammonitechaibh, do cha-
thughadh a naghaidh Iehosaphat.
2. Ann sin táinic drong dhuine do Ieho-
saphat, gá rádh, tangadar sluagh mór
a taghaidh a nall tar fairrge don taoibhsi
do Shiria, agus féuch ataid siad ann
Hasason-tamar, noch is é Engedi.
3. Agus do ghab eagla Iehosaphat,
agus do leig é féin diarraidh an Ti-
ghearna, agus dfuagair sé trosgadh ar
feadh Iudah uile.
4. Agus do chruinnigh Iudah iad féin
a ccionn a chéile diarraidh cungnamha ar an
tTighearna: eadhon as caithreachaibh Iudah
uile tangadar diarraidh an Tighearna.
5. Agus do sheas Iehosaphat a lár
oireachtais Iudah agus Ierusalem a
ttigh an Tighearna as coinne na cúirte
nuaidhe.
6. Agus a dubhairt sé, ó a Thighearna
Dia ar naithreadh, nach tusa is Dia a bhflai-
theamhnus? agus nach riaghlann tú ós
cionn uile ríoghacht na ngeinteadh? agus
nach bhfuil cumhacht agus neart ad laimh,
ionnus nach éidir dhuinneach cur a ta-
ghaidh?
7. Nach tú ar nDia, noch do theilg
amach dúthchusuigh na tíresi roimhe do
phobal Israel, agus tug tú féin do shiol
Abraham

Abraham do chara fein go bráth.
8. Agus do áitiġeadar aṅsin, agus
do riṅeadar sanctoir ḋuitsi aṅ dot
ainm ġá ráḋ,
* Caib. 6. 28. 1Riogh. 8. 37. 9. * Ma ṫeagmaoid ar coiṁe an
tiġesi agus dot laṫairsi, ( oir atá
hainm a stiġe ) a nuair ṫiocfas olc
oruinn, mar atá an cloiḋeaṁ, breiteaṁnus,
nó plaiġ, nó gorta, agus éiġeaṁ ċugadsa
ionar naimdeisi, aṅsin cluinfe tusa,
agus cuideoċuiḋ tú [ruinn. ]
10. Agus anois feuċ claṅ Ammon,
agus Moab, agus sléibe Seir, naċ
* Deut. 2. 9. ar * leig tú do ċloiṅ Israel dionsuiġe
a nuair ṫangadar as crié na Hégipte,
aċt do filleadar úatha, agus mór
ṁilleadar iad.
11. Feuch ( a deirim ) an luaiġeaċt
do beirid dúinn teaċt dar tteilgion
as do ṡeilbsi, noċ ṫug tú dúinn
a noiġreaċt.
12. O ar Ndia, naċ bfura tú
breaṫ orra? oir ni bfuil neart ionnuinne
a naġaiḋ na buióne móiresi ṫig
ar naġaiḋ, agus ni fear dúinn créd do
ḋenam, aċt ar suil do beiṫ riotsa.
13. Agus do ṡeas Iúdah uile as
coiṁe an Tiġearna, agus a cclaṅ beag,
a mná, agus a leanba.
14. Aṅsin ṫáinic spiorad an Tiġearna
ar Iahasiel mac Secariah, ṁic Benaiah,
ṁic Ieiel, ṁic Mattaniah, Lebiteaċ
do ṁacaib Asaph, a measc an ċomċruiniġ.
15. Agus a dubairt sé, éistighsi a
Iúdah uile, agus sibsi a áitreabaċa
Ierusalem, agus tusa a Riġ Iehosaphat,
is mar so a deir an Tiġearna
rib, ná bioḋ eagla nó anbuain oruib, ar
son a niomaid coiṁtionóilsi; oir ni libsi
an caṫ aċt lé Dia.
16. A márać téiġiḋ sios na naġaiḋ:
feuċuiḋ a taidsion ag teaċt a nios a
sliġe beiṅe Sis, agus do ġebṫaoi iad
ag ceaṅ na habaṅ, as coiṁe fásaigh
Ieruel.
17. Ni riaċtanus daoib troid aṅsa
ċaṫsó sib fein, seasuiḋ bur ccoṁnuiġ,
agus do ċifiḋe cabair an Tiġearna
maille rib, ó a Iudah agus Ierusalem:
ná himeagluiġiḋ, agus ná lintiḋ;
a márać éiriġiḋ amaċ na naġaiḋ,
oir biaiḋ an Tiġearna maille rib.
18. Agus do ċrom Iehosaphat
a ċeaṅ agus a aġaiḋ ċum na talman,
agus do leig Iúdah uile, agus muinntir
Ierusalem iad fein sios as coiṁe
an Tiġearna ag aḋraḋ an Tiġearna.
19. Agus na Lebitiġ do ċloiṅ na
Ccohatiteaċ, agus do ċloiṅ na Ccorhiteaċ
déiriġheadar suas do ṁolaḋ an
Tiġearna Dia Israel le guṫ árd folluseglan.
20. Agus deirġeadar go moch ar
maidin, agus do ċuadar amaċ go
fásaċ Tecoa: agus mar do ċuadar
amaċ, do ṡeas Iehosaphat, agus a dubairt?
éistigh riomsa a Iúdah, agus
sibsi áitreabuiġ Ierusalem, * creidig
aṅ bur tTiġearna Dia, smarsin
béiṫi daingion; creidiġ dá faiġe,
agus béurṫaoi buaiḋ. * Isai. 7. 9.
21. Agus an tan do riṅe sé coiṁairle
ris an bpobal, ċóruigh sé aos
ceóil don Tiġearna, agus do ṁolfaḋ
sciaṁ na naoṁṫaċda, a nuair do racaidis
amaċ as coiṁe an tsloiġ, agus
a ráḋ, Moluiḋ an Tiġearna, oir maraiḋ
a ṫróċaire go braṫ.
22. Agus an tan do ṫosuiġheadar
an ceól agus an moladh, do
ċuir an Tiġearna luiġeaċain a naġaiḋ
ċloiṅe Ammon, Moab, 7 sléibe Seir, noċ
ṫainic a naġaiḋ Iúdah, 7 do buaileḋ iad.
23. Oir do ṡesadar claṅ Ammon,
agus Moab suas a naġaiḋ áitreabaċa
sléibe Seir, da marbaḋ agus
da léirsgrios: agus an tan do
ċuireadar deireaḋ le marbaḋ muinntire
Seir, ṫug gaċ aon aca fein diṫcioll
ar a ċéile do ṁarbaḋ.
24. Agus a nuair ṫáinic Iúdah láim
re tor na faire aṅsa bfásaċ, dfeaċadar
ar a tsluaġ mór: agus feuċ
do bádar na ccorpuib marba ar ttuitim
go talaṁ, 7 ni deaċuiḋ duine as diob.
25. Agus a nuair ṫáinic Iehosaphat
agus a daoine do breiṫ a nédála
leó, fuaradar a measc na ccorp
marb iomarcaiḋ saiḋbris agus
seod

sedd buadha (noċ do noċtadar díob dhóibh féin) níos mó ná dfédadar díomċar: 7 do bádar trí lá ag cruinniughaḋ na hédála, do bí si commórsin.

26. Agus air an cceaṫramaḋ lá do ċruinniġedar iad féin a ngleann Berachah, óir is ann sin do bennuiġedar an Tiġerna: ar a haḋbhar sin do goireḋ gleann Berachah do náit sin gus a niugh.

27. Ann sin dfilledar gach uile duine do Iúdah 7 do Ierusalem, 7 Iehosaphat na ttosach, do ḋul a ris go Ierusalem maille re luaṫġáire: óir ṫug an Tiġerna orra gáirdeċus do ḋénam ós cionn a námad.

28. Agus ṫangadar go Ierusalem le saltraċaib, 7 le cláirseċuib, 7 lē stocaib go tiġ an Tiġerna.

29. Agus do bí egla Dē ar rioġaċtuib na ccríoċ sin uile, a nuair do ċualadar gur ṫroid an Tiġerna a naġaiḋ námad Israel.

30. Mar sin do bí rioġaċt Iehosaphat ciuin: óir ṫug a Dhia suaimneas dó timċioll fa ccuairt.

31. Agus * do bí Iehosaphat
* 1 Riogh. 22. 41. &c. na Riġ ós cionn Iúdah: do bí sē trío-
* 1 Riogh. 16. 1. ċad 7 cúig bliaḋna daois a nuair do
ṫosuigh sē a riġe, 7 do rioġuiġ sē cúig
bliaḋna fiċċiod ann Ierusalem: agus
dob ē ainm a ṁaṫar Asubah inghean
Shilhi.

32. Agus do ṡiubail sē a sliġe Asa a aṫar, níor ḋealuiġ sē ria, ag leanmuin an neiṫe do buḋ ceart a radharc an Tiġerna.

33. Giḋeaḋ níor cuireaḋ na háite árda ar ccúl: óir níor ullmuiġedar na daoine a ccroiḋe fós do Dhia a naiṫreaḋh.

34. Anois an cuid oile do ġníomuib Iehosaphat tosaċ 7 deighionaċ, féuch atáid sgríobṫa a leabar Iehu ṁic Hanani, noch atá ar labraḋ a leabar Rioġ Israel.

35. Agus na ḋiaigh so do ċeangail Iehosaphat Riġ Iúdah é féin lē Ahasiah Riġ Israel, noch do bí lán do ḋroiċġníomuib.

36. Agus do ċeangail seision ē féin ris do ḋénam long do ḋul go Tarsis: 7 do rinneadar na luingeas a Nesion-gaber.

37. Ann sin do ṫairnghir Eliesar mac Dodabah ó Mharesah a naġaiḋ Iehosaphat, ga ráḋ, do briġ gur ċeangail tú ṫú féin re Ahasiah, do bris an Tiġerna hoibreaċa: agus do bádar na longa briste, go nár bféidir leó dul go Tarsis.

CAIB. 21.



Anois * do ċodail Iehosaphat a bfoċair a aiṫreaḋ, agus do haḋlaiceaḋ agá aiṫribh ē a ccaṫraiġ Dháibi, agus do rioġuiġ Iehoram a ṁac iona áit.
* 1 Riogh. 22. 50.

2. Agus do bádar dearbráiṫre aige, mic Iehosaphat, Asariah, agus Iehiel, 7 Sechariah 7 Asariah, 7 Michael, agus Sephatiah: dob iadso uile mic Iehosaphat Riġ Israel.

3. Agus ṫug a naṫair tioḋlaice móra ḋóib dairgead agus dór, agus do neiṫib mórluaiġ, maille re caiṫreaċaib daingne ann Iudah: aċt ṫug sē an rioġaċt do Iehoram, do brigh gur bē an ċéidġin ē.

4. Anois * a nuair do bí Iehoram ar néirġe suas a rioġaċt a aṫar, do ḋaingnioḋ sē ē féin, 7 do ṁarb sē a ḋearbráiṫre uile leis an ccloiḋeam, agus fós mórán do ṗrionsaḋuib Israel.
* 2 Riogh. 8. 16, 17.

5. Do bí Iehoram dá bliaḋain déag 7 fiċe daois a nuair do ṫosuigh sē a riġe, 7 do bí sē na Riġ oċt mbliaḋna ann Ierusalem.

6. Agus do ṡiubail sē a sliġe Rioġ Israel amhail do rinne tiġ Ahab: óir do bí inghean * Ahab aige na mnaoi: agus do rinne sē an ní fa
* Caib 22. 2.

holc a radharc an Tighearna.

7. Acht cheana níor báill leis an Tighearna tigh Dháibhi do sgrios, do bhrígh an chúnarta do rinne sé re Dáibhi, 7 mar do gheall sé solus do thabhairt dó, 7 dá * mhacaibh go bráth.

2 Sam. 7. 13. 1 Riogh. 5. 5. & 6. 12. Psal. 132. 11, &c.

8. Ann a laethibhsion do éirgheadar na hEdomitigh ó bheith fa riaghail Iúdah, agus do rinneadar Righ dóibh féin.

* 2 Riogh. 8. 21.

9. Ann sin do chuaidh * Iehoram amach le na phrionnsaoibh, agus a charbad uile leis, 7 déirigh sé san noidhche, 7 do bhuail sé na hEdomitigh do tháinic na thimchioll 7 caiptinigh na ccarbad.

10. Mar sin do chuadar na hEdomitigh ó bheith fa láimh Iúdah gus a niugh. Ann sa nam cheadna fós do fhill Libnah ó bheith fa na láimh, do bhrígh gur thréig sé an Tighearna Dia a aithreadh.

11. Tuilleadh fós do rinne sé áite árda a sléibhtibh Iúdah, 7 tug sé air mhuintir Ierusalem striopachus do dhéanamh, 7 do choimhéignigh sé Iúdah chuige sin.

12. Agus táinic scríbhinn chuige ó Elias an fáidh, gha rádh, is marso a deir an Tighearna Dia a athar Dáibhi, do bhrígh nar shiubhail tú a slightibh Iehosaphat hathar, ná a slightibh Asa Righ Iúdah,

13. Acht gur siubhail tú a slighe Righ Israel, 7 gur chuir tú dfiachaibh air Iúdah 7 air áitreabhachaibh Ierusalem dul le striopachus amhail striopachus tighe Ahab, 7 mar an ccéadna mar do mharbh tú do dhearbhráithribh do thigh hathar, do bhí ni budh fearr ná tú féin:

14. Féuch buailfidh an Tighearna do dhaoine lé pláigh móir, 7 do chlann, agus do mhná, agus do mhaoin uile.

15. Agus do gheba tú easláinte do thinneas hinneadh, nó go ttuite hionnathar amach do bhrígh an tinnis lá ar lá.

16. Tuilleadh oile, do chorraigh an Tighearna suas a naghaidh Iehoram spiorad na bhPhilistineach, 7 na nArabianach do bhí láimh ris na hEtiopianacaibh.

17. Agus thangadar suas go Iúdah, agus do bhriseadar a steach innte, 7 rugadar leó a nuile mhaoin noch do frith a ttigh an Righ, 7 a mhic, 7 a mhná mar an ccéadna, ionnus nar fágbadh aonmhac aige, acht Iehoahas an té dob óige dá mhacaibh.

18. Agus na dhiaigh so uile do bhuail an Tighearna é féin iona inníghibh le heasláinte dóleighis.

19. Agus tárla a ccionn athaidh, tar éis dá bhliadhan, gur thuit a mhionach as do bhrígh a thinnis: mar sin fuair sé bás deasláintibh géara, agus ní dhéarnadar a dhaoine losgadh ar bith ar a son do nós loisge a aithreadh.

20. Do budh dá bhliadhain dég ar fhichid a aois a nuair do thosuigh sé a ríghe, 7 do bhí na Righ ann Ierusalem ocht mbliadhna, 7 dimthigh sé gan iarraidh: acht cheana do adhlaiceadar é a ccathraigh Dháibhi, gidheadh ní a ttuamaibh na Riogh.

---

## CAIB. 22.

Agus * do rinneadar áitreabhthaigh Ierusalem Righ do Ahasiah a mhac dob óige iona áit: óir an sluagh daoine tháinic leis na hArábianachaibh don fhoslongphort do mharbhadar an chlann * fá sine uile. Mar sin do rioghadh Ahasiah mac Iehoram na Righ ann Iúdah.

* 2 Riogh. 8. 24, &c.

* Caib. 21. 17.

2. Dhá bhliadhain agus dá fichiod daois do bhí Ahasiah a nuair do thosuigh sé ríghe, agus do bhí sé na Righ aon bhliadhain ann Ierusalem: do bhé fós ainm a mhathar * Athaliah inghean Omri.

* Caib. 21. 6.

3. Do siubhail sé mar an ccéadna a slightibh tighe Ahab: óir do bhí

a

a mhathair a chomhairleach do dhénamh uile.

4. Ar a naḋbharsin do rinne sé olc a radharc an Tighearna cosmhuil re tigh Ahab: óir dob iad sin a comhairligh tar éis báis a athar, da ttáinic a milleadh.

5. Do siubhail sé mar an cceudna do réir a ccomhairle, agus do chuaidh sé le Iehoram mac Ahab Righ Israel do chogadh a naghaidh Hasael Righ na Siria a Ramot-gilead: agus do bhuaileadar na Siriannaigh Ioram.

6. Agus dfill sé chum a leighis go Iesreel, do bhrígh na ccneadh tugadh dhó a Ramah a nuair do throid sé re Hasael Righ na Siria, agus do chuaidh Azariah mac Iehoram Righ Iúdah síos dféuchain Iehoram mic Ahab Righ Israel an Iesreel, mar do bhí sé tinn.

7. Agus is ó Dhia do bhí milleadh Ahaziah, do bhrigh a dhul dfhéuchain Iehoram: óir an tan tháinic sé, do chuaidh sé amach le Iehoram a naghaidh Iehu mic * Nimsi, noch do ungadh an Tighearna do dhíbirt tighe Ahab. [* 2 Riogh. 9. 7.]

8. Agus tárla a nuair do bhí Iehu ag críochnughadh breitheamhnais ar tigh Ahab, agus fuair sé prionnsadha Iúdah agus mic dearbhraithreach Ahaziah do bhí ag seirbhís do Ahaziah, gur mharbh sé iad.

9. Agus * diarr sé Ahaziah, agus rugadar air: óir do bhí sé a bfolach a Samária, agus tugadar go Iehu é: agus a nuair do mharbhadar é, do adhlaiceadar é, do bhrígh (ar siadsan) gur bé mac Iehosaphat é, noch diarr an Tighearna maille re na uile chroidhe: mar sin nach raibh cumhachta ag tigh Ahaziah an ríoghacht do chongmhail a ccomhnuidhe. [* 2 Riogh. 9. 27.]

10. * Acht a nuair do chonnairc Ataliah máthair Ahaziah gur marbhadh a mac, déirigh sí, agus do mharbh sí uile shliocht ríogha tighe Iúdah. [* 2 Riogh. 11. 1.]

11. Acht Iehosabeat inghean an Righ do ghlac sí Ioas mac Ahaziah, ⁊ do ghad sí é ó bheith a measc na mac Ríogh do marbhadh, agus do chuir é féin agus a banaltra a seomra codalta; mar sin Iehosabeat inghean an Righ Iehoram bean Iehoiada an Sagart (óir bá deirbhsiúr do Ahaziah í) dfolaigh sí é ó Ataliah, go nar mharbh sí é.

12. Agus do bhí sé a bfolach aca a ttigh Dé sé bliadhna, agus do ríoghaigh Ataliah ós cionn na tíre.

---

## CAIB. 23.



Agus * annsa seachtmhadh bliadhain do neartaigh Iehoiada é féin, agus thug sé Caiptínigh na cceud a ccunnradh ris, Azariah mac Ieroham, agus Ismael mac Iehohanan, agus Azariah mac Obed, agus Maaseiah mac Adaiah, agus Elisaphat mac Sichri. [* 2 Riogh. 11. 4 &c.]

2. Agus do chuadar timcioll Iúda, agus do chruinnigheadar na Lebitigh amach as uile chaithreachaibh Iúdah agus cinn aithreach Israel, agus tangadar go Hierusalem.

3. Agus do rinne an comhchruinniughadh uile cunnradh ris an Righ a ttigh Dé, agus a dubhairt seision riú, féuch, biaidh mac an Righ na Righ mar a dubhairt an Tighearna a ttaoibh * cloinne Dáibi. [* 2 Sam. 7. 12. 1 Rioghuibh. 2. 4. & 9. 5. Caib. 6. 16. & 7. 18.]

4. As é so an ní do dhéantaoi, trian agaibh do na Sagartaibh agus do na Lebitibh, teidh a steach dhó an Trabóid, béidh na ndoirseóiribh ag na doirsibh.

5. Agus trian a ttigh an Righ, agus trian ag an bprímgheata: agus béidh na daoine uile a ccúirtibh tighe an Tighearna

6. Acht ná tigeadh aonduine go tigh an Tighearna, acht na Sagairt agus an méid do na Lebitibh bhias ag miniostráladh: rachaid siadsan a steach, óir atáid naomhtha; agus coimhédfaidh an pobal uile faire an Tighearna.

7. Agus timchiollfuid na Lebhitigh an Righ fa gcuairt, gach aon gun a arm iona láimh, agus gidh bé thiocfas don tigh, cuirfighear chum báis é: acht bithise a bhfochair an Righ a nuair thiucfas sé a steach, agus a nuair rachus sé amach.

8. Mar sin do rinneadar na Lebhitigh, agus Iúdah uile do réir gach ninnéite dár aithin Iehoiada an sagart, agus do rug gach aonduine leis a dhaoine do bhí ré teacht a steach ar an tsábóid maille ris an drung do bhí ag dul amach ar an tsábóid; óir níor sgaoil Iehoiada na cúrsadha.

9. Tuilleadh fós, thug Iehoiada an sagart do chaiptinibh na ccéad gáethe agus buicléiridh, agus sciatha, noch bá lé Dáibhi Righ, do bhí a ttigh Dé.

10. Agus do shuidhigh sé na daoine uile gach aon gun a arm iona láimh ón taobh theas don teampall gus an ttaobh eile don teampall ré taoibh na haltóra agus an teampuill ar fad láimh ris an Righ.

11. Ann sin thugadar amach an Righ, agus do chuireadar an * choróin air, agus thugadar an fhiadhnuise dhó, agus do rinneadar Righ dhe, agus do ung Iehoiada agus a mhic é, agus a dubhradar, go mairidh an Righ: * Deut. 17. 18.

12. Anois an tan do chualaidh Atalia na ndaoine ag rioth, agus ag moladh an Righ, tháinic sí chum an phobail go tigh an Tighearna.

13. Agus damhairc sí, agus féuch do sheas an Righ agá phileur ag an ndul a steach, agus na prionnsadha agus na trumpadha a bhfochair an Righ: agus do bhí pobal na tíre uile ag gáirdeachus, agus ag dénamh fuáime lé stocaibh, agus an lucht ciuil le haobhadhuibh ciuil, agus an méid do theagaisgeadh duáin molta. Ann sin do bhris Atalia a héadach, agus a dubhairt, feall, feall.

14. Ann sin thug Iehoiada an sagart amach caiptinigh na ccéad do cuireadh ós cionn an tslóigh, agus a dubhairt sé riu, beiridh amach í as na hórduibh; agus gidh bé leanfas í, marbhthar é leis an ccloidheamh: óir a dubhairt an sagart; ná marbhuidh a ttigh an Tighearna í.

15. Mar sin do chuireadar láimh uirthe, agus a nuair tháinic sí go dul a steach gheata na neach, láimh ré tigh an Righ, do mharbhadar ann sin í.

16. Agus do rinne Iehoiada cunnradh eadir é féin, agus an pobal uile, agus an Righ, go mbéidis na muintir ag an tTighearna.

17. Ann sin do chuaidh an pobal uile go tigh Bhaal, agus do bhrisiodar síos é, agus do bhrisiodar a altóra, agus a iomháighe na mbloidhibh, agus do mharbhadar * Mattan sagart Bhaal a bhfiadhnuise na naltórach. * Deut. 13.

18. Dórduigh Iehoiada mar an ccéadna oifigidh tighe an Tighearna ré láimh na sagart na Lebhitigh, noch do * roinn Dáibhi a ttigh an Tighearna, dioidhbhairt ofrála loisge an Tighearna, mar atá scríobhtha * a ndligheadh Mhaoise, maille ré gáirdeachus agus ré céol, mar dórduigh Dáibhi. * 1 Chron. 24. 1. * Num. 28. 2.

19. Agus do chuir sé * doirseoiridh ag geataidhibh tighe an Tighearna, ionnus nach ttiucfadh duine ar bith do bheith neamhghlan a néinní, a steach ann. * 1 Chron. 26. 1. &c.

20. Agus rug sé leis caiptinigh na ccéad, agus uaisle, agus uachtaráin an phobuil, agus lucht na críche uile, agus thugadar an Righ a nuas ó thigh an Tighearna, agus thangadar thríd an ngeata árd go tigh an Righ, agus do chuireadar an Righ a ccathaoir na ríoghachta.

21. Agus do rinneadar daoine na tíre uile luathgháire, agus do bhí an chathair suaimhneach, tar éis Atalia do mharbhadh leis an ccloidheamh.

## Caib. 24.


DO bí * Ioas seacht mbliadhna dáois a nuair do thosaigh sé a ríoghe, agus do bí na Righ ceathrachad bliadhan ann Ierusalem: ⁊ do bé ainm a mhathar Sibea ó Bheerséba.

* 1 Rígh. 12. 1. &c.

2. Agus do rinne Ioas an ní fa mhaith a radharc an Tighearna ar feadh laéthe Iehoiada an Sagart.

3. Agus thug Iehoiada dias ban chuige, agus do ghein sé mic agus inghena.

4. Agus tárla na dhiáigh so go raibh dúthracht ag Ioas tigh an Tighearna do leasughadh.

5. Agus do chruinnigh sé a bfochair a chéile na sagairt agus na Lebitigh, agus a dubhairt sé riú, éirghidhe amach go caithreachaibh Iúdah, agus cruinnighidh ó Israel uile airgiod dathnuaghadh thighe bhur Ndé ó bhliadhain go bliadhain, agus féuchaidh go ndéantaoi deithnios ris an ccúis: giodheadh ní dhearnadar na Lebitigh deithnios ris.

6. Agus do ghoir an Righ ar Iehoiada an túasgarán, agus a dubhairt sé ris, cred fa nár chuir tú dfiachaibh ar na Lebitibh an geárradh do thabhairt a steach ó Iúdah agus ó Ierusalem do réir aithne * Mhaoise seirbhiseach an Tighearna, agus chomhchruinnighe Israel go tabernacuil na fiadhnuise?

* Exod. 30. 12, 13, 14.

7. Oir do bhrisiodar mic Athaliah an drochbhean sin, tigh Dé, agus do bhronnadar do Bhaalim neithe coisreagtha thighe an Tighearna.

8. Agus ar aithne an Righ do rinneadar cófra, agus do chuireadar táobh amuigh é ag geata thighe an Tighearna.

9. Agus thugadar fúagra ar feadh Iúdah agus Ierusalem an geárradh do leagadh Mhaoise óglach Dé ansa bhfásach ar Israel, do thabhairt a steach chum an Tighearna.

10. Agus do bí lúathgháire ar na prionnsadhaibh agus ar an bpobal uile, agus thugadar a steach, agus do theilgeadar ansa chófra nó gur chuireadar chríoch air.

11. Anois tárla fá an nam ar tugadh an cófra go hoifig an Righ le láimh na Lebiteach, agus a nuair do chonncadar gur mhór an tairgiod; tháinic scríbneóir an Righ ⁊ oifigeach a nárdsagairt, agus dfolmhuigheadar é, agus do ghlacadar agus rugadar dá áit féin a rís é. Marso do nidís lá ar lá, agus do chruinnigheadar iomarcaidh airgid:

12. Agus thug an Righ, agus Iehoiadah é do na dáoinibh do rinne seirbhis thighe an Tighearna, agus fós don luchd doibrigh iarann agus prás, do dheasughadh thighe an Tighearna.

13. Marsin do oibrigheadar an lucht sáothair, agus do chríochnuigheadar a nobair go hiomlán, agus do chuireadar tigh Dé iona staid féin, agus do dhaingnigheadar é.

14. Agus a nuair do chríochnuigheadar é, thugadar an chuid oile do nairgiod a lathair an Righ agus Iehoiada, dá ndéanadh soithighe do thigh an Tighearna, soithighe óir agus airgid: agus dofráladar ofrála loisge a ttigh an Tighearna a ccomhnuidhe ar feadh laéthe Iehoiada.

15. Achd do bí Iehoiada áosta, agus lán do láethibh a nuair déug sé; céud agus tríochad bliadhan dáois do bí sé a nuair fuáir sé bás.

16. Agus do adhlaiceadar é a ccathraigh Dháibhi a measc na Riogh do bhrígh go ndearna sé maith ann Israel aráon a ttaobh Dé agus a ttaobh a thighe.

17. Anois tar éis báis Iehoiada thangadar prionnsadha Iúdah, agus do rinneadar umhla don Righ; ann sin do éist an Righ riú.

18. Agus dfágbhadar tigh an Tighearna Dia a naithreadh, agus do fhriothailedar garráin agus iodhail: agus táinic diogaltus ar Iúdah agus air Ierusalem

Ierusalem ar son an pheacaidhsi aca.

19. Giḋeaḋ do ċuir seision fáiḋe ċuca dá ttabhairt arís a nais ċum an Tiġerna, agus do fiaḋnuiġeadar na naġaiḋ: aċt ni thugadar san aire dóiḃ.

20. Agus táinic spiorad Dé air Shechariah mac Iehoiada an Sagart, noch do ṡesamh ós cionn an ṗobail, agus a dubhairt sé riú, is mar so a deir Dia; cred fá sáruiġṫi aiṫeanta an Tiġerna, as nach féidir lib beiṫ sonnmhar? do bríġ gur ṫréigeabhair an Tiġerna, do ṫréig seision sibhsi mar an gcéadna.

21. Agus dfealladar iona aġaiḋ, agus do ċloċadar lé cloċaib é ar aithne an Righ a ccúirt thighe an Tiġerna.

22. Marso nar ċuimniġ an Righ Ioas an cinéul do rinne a aṫair Iehoiada ris, aċt do ṁarb sé a ṁac: agus a nam a báis a dubhairt sé, go bfaiciḋ an Tiġerna sin, agus go ccuirtiġiḋ sé é.

23. Agus tárla a ndeireaḋ na bliaḋna go ttáinic slúaġ na Siria súas na aġaiḋ: agus ṫangadar go Iúdah agus go Hierusalem, agus do ṁarbhadar na prionnsaḋa uile a measc an ṗobail, agus do ċuireadar a nédáil uile go Riġ Dhamascus.

24. Oir ṫáinic slúaġ na Sirianaċ le cuideaċtain big daoine, agus ṫug an Tiġerna slúaġ romór na láim, do bríġ gur ṫréigeadar an Tighearna Dia a naiṫreaḋ: marsin do rugadar breiṫeamhnus a naġaiḋ Ioas.

25. Agus a nuair do imṫiġeadar úaḋ (óir dfágbadan a neaslaintib móra é) do oibriġeadar a ṡeirbisiġ féin na aġaiḋ ar son ḟola ṁac Iehoiada an sagart, agus do ṁarbadar é ar a leabaiḋ, agus fúair sé bás: agus do adlaiceadar é a ccaṫraiġ Dháibi, aċt nior adlaiceadar a ttúamaib na Riogh é.

26. Agus is iad so an lucht dfeall na aġaiḋ, Sabad ṁac Simeat an Tammoniteach, agus Iehosabad ṁac Simrit an Moabiteaċ.

27. Anois a ttaob a ṁac, agus ṁéid a núalaiḋ do cuireaḋ air, agus leasuġaḋ ṫiġe Dé, féuċ atáid siad sgriobṫa a sdair leabhair na Riogh: agus do rioġaiḋ Amasiah a ṁac iona áit.

---

## CAIB. 25.

DO bi* Amasiah cúig bliaḋna *1 Riogh.
fiṫċiod dáois a nuair do ṫos- 14. 2. &c.
uiġ sé a righe, agus do
bi na Righ náoi mbliaḋna
fiṫċiod ann Ierusalem: agus do bé ainm a ṁaṫar Iehoaddan ó Ierusalem.

2. Agus do rinne sé an ni fa ṁaiṫ a radharc an Tiġerna, aċt ni lé croiḋe iomlán.

3. Anois tárla a nuáir do daingnioghadh an rioghachd dó, gur ṁarb sé a ṡeirbisigh noċ do ṁarb an Riġ a athair.

4. Acht nior ṁarb sé a cclann, aċt do rinne sé mar atá sgriobṫa a ndliġeaḋ leabhair Mháoise, mar ar aiṫin an
Tighearna, ga ráḋ, ni muirḟiġṫear na* *Deut. 34.
haiṫre ṫrid an cclainn, agus ni muir- 16.
fighṫear an ċlann ṫrid na haiṫrib, aċt 2 Riogh. 14. 6.
muirḟiġṫear gaċ duine tré na ċoir Jer. 31. 30. Ezech. 18.
féin. 20.

5. Tuilleamh oile, do ċruinnigh Amasiah Iúdah a ccionn a ċéile, agus do rinne sé Caiptiniġ ós cionn ṁilteaḋ diob, agus Caiptinigh ós cionn ċéud, do réir ṫighe a naiṫreaḋ ar feaḋ Iúdah, agus Bheniamin: agus do áirim sé iad ó aois ḟiṫċiod bliaḋan agus ós a ċionn, agus fúair sé diob trí ċéad mile fear toghṫa iondulta amaċ a ccogaḋ, dar béol gaṫ agus sgiaṫ do ġlacaḋ.

6. Dfostoiġ

6. Dfostoigh sé mar an gcédna
céd mile fear árrachta a ngaisgiodh as
Israel le céud tallan airgid.
7. Acht táinic óglach ó Dhia chuige,
gha rádh, ó a Righ, ná héirgeadh sluagh
Israel leat: óir ní bhfuil an Tighear-
na re hIsrael, le cloinn Ephraim uile.
8. Acht mar toil leat imtheacht, déan,
bí láidir a ccomhrac an chatha; do bhéara
Dia ort tuitim roimhe do náimhdibh: óir
is ag Dia atá cumas fártála, agus
leagtha.
9. Agus a dubhairt Amasiah re hóg-
lach Dé, acht cred do dhéanam ris an ccéud
tallan, noch tug mé do shluagh Israel?
agus do fhreagair óglach Dé é, is
féidir leis an Tighearna níos ro mó
ná so do thabhairt duit.
10. Annsin do dhealaigh Amasiah iad,
edhon an sluagh táinic chuige ó Eph-
raim do dhul don baile a ris: uime sin
do hadhnadh a bhfearg go mór a naghaidh
Iúdah, agus dfilleadar a baile lán
dfeirg.
11. Agus do neartaigh Amasiah é
féin, agus do threóraigh sé a mhuinntir
amach, agus do chuaidh sé go gleann
an tsalainn, agus do bhuail sé do chloinn
Seir deich mile.
12. Agus deich mile oile do fág-
bhadh béo, rugadar clann Iúdah léo a
láimh iad, agus tugadar go mullach
na cairge iad, agus do theilgeadar síos
iad do mullach na cairge, gur brise-
adh na mbloidhibh iad.
13. Acht na saighdiúirigh do chuir
Amasiah ar a nais, chor noch racai-
dis leis chum catha, do tiomáineadar
ar caithreachaibh Iúdah, ó Shamária ar
fad go Bet-óron, agus do buáile-
adar trí mile díobh, agus rugadar
iomarcaidh fodála léo.
14. Anois tárla a nuáir dfill
Amasiah ó ár na Nedomiteach, go
ttug sé dée chloinne Seir leis, agus
gur chuir sé súas mar dée dó féin
iad, agus do chrom sé é féin síos
dóibh, agus do loisg sé túis dóibh.
15. Uime sin do hadhnadh fearg an
Tighearna re hAmasiah, agus do chuir
sé fáidh chuige, noch a dubhairt ris,
cred fá iarr tú a ndiáigh deeibh na
ndaóine nach ar fhéd a ndaoine féin do
shaoradh as do láimhse?
16. Agus tárla mar do bhí sé ag
caint ris, go ndubhairt an Righ ris, a
ndearnadh comhairleach don Righ díotsa?
coisc, cred fá mbuailfidh tú? annsin
do choisc an fáidh, agus a dubhairt sé,
aithnighim gur chinn an Tighearna ar do
milleadh, do bhrigh go ndearna tú so, a-
gus nár éist tú rem chomhairle si.
17. Annsin do rinne Amasiah Righ
Iúdah comhairle, agus do chuir sé teachta
chum Ioas mac Iehoahas mic Iehu
Righ Israel, dha rádh, tárr, faiceam
gnúis a chéile.
18. * Agus do chuir Ioas Righ Is- *2 Riogh. 14. 8. 9.
rael síos go hAmasiah Righ Iúdah,
gha rádh, do chuir an fogbhanán do bhí
a Lebanon teachta chum an céadair do bhí
a Lebanon, gha rádh, tabhair hingean
dom mhac na mnaói: agus do ghabh
beathach allta do bhí a Lebanon tort,
agus do saltair sé síos an fogbhanán.
19. A deir tusa, féch do mharbh
tú na Hedomitigh, 7 do tóg do chroidhe
súas tú do mhaoidheachus: fan a nois an-
sa baile, cred fá mbeanfá red dhochar
féin, as a ttuitfeá, tú féin, agus
Iúdah maille riot?
20. Acht níor báill le Amasiah
sin do chluinsion: óir is ó Dhia do
bhí sin, chor go tteibhradh sé iad a
láimh a námhad, do bhrigh gur leanadar
a ndiáigh dée Edom.
21. Annsin do chuáidh Ioas Righ Is-
rael súas; agus do chonncadar gnúis
a chéile, é féin agus Amasiah Righ
Iúdah an Bet-semes, noch is do Iú-
dah.
22. Agus tugadh an chuid budh
measa do Iúdah roimhe Israel, agus
do teith gach duine díobh dá thigh.
23. Agus do gab Ioas Righ Is-
rael Amasiah Righ Iúdah mac Ioas
mic Iehoahas a Bbet-semes, agus
tug go Hierusalem é, agus do bhris
sé síos balla Ierusalem ó gheata
Ephraim go geata an choirnéil, ceithre
céud cubad.
24. Agus

24. Agus rug sé leis an tór agus an tairgiod uile, agus na huile ṡoiṫiġe fuaiṫ a ttiġ Dé ag Obed-Edom, agus ionnmus ṫiġe an Riġ, agus iar nglacaḋ braiġde tair, dfill sé go Samária.

25. Agus do mair Amasiah mac Ioas Riġ Iúdah déis báis Ioas mic Iehoahas Riġ Israel, cúig bliadhna déug.

26. Anois an chuid oile do ġníomharṫaib Amasiah ó ṫús go deireaḋ, féuch, nach bhfuilid siad sgríobhṫa a leaḃar Ríoġ Iúdah, agus Israel?

27. Anois déis na huaire ar ḟill Amasiah ó leanṁain an Tiġearna, dfealladar na aġaiḋ an Ierusalem, agus do ṫeiċ sé go Lachis: aċt do ċuireadarsan daoine na ḋiaiġ go Lachis, agus do ṁarḃadar ann sin é.

28. Agus ṫugadar léo ar ċaiḃ é, agus do ḋólaiceadar é agá aiṫriḃ a ccaṫraiġ Iúdah.

## CAIB. 26.

ANNSIN do ġlacadar muinntir * Iúdah uile Ussiah ċuca, noch do bí sé bliadhna déug daóis, agus do rinnedar Riġ de a náit a aṫar Amasiah.

* 2 Riegh, 14. 21. & 15. 1.

2. Do ċuir sé Eloth suas, agus ṫug ar a hais do Iúdah í, déis an Riġ do ċodlaḋ agá aiṫriḃ.

3. Sé bliadhna déug daóis do bí Ussiah an tan do ṫosaiġ sé a riġe, agus do bí na Riġ dá bliadhain déug agus dá ḟiċċiod an Ierusalem: ainm a ṁaṫar mar an gcéadna Iecoliah ó Ierusalem.

4. Agus do rinne sé an ní budh ceart a radharc an Tiġearna do réir gaċ neiṫe dá ndearnaiḋ a aṫair Amasiah.

5. Agus diarr sé Dia ré linn Shechariah, agá raiḃ tuigsin a bhfisiḃ Dé: agus an feaḋ do lean sé an Tighearna, ṫug Dia raṫ ḋó.

6. Agus do ċuaiḋ sé amach, agus do ċogaiḋ sé a naġaiḋ na bhPhilistíneach, agus do ḃris sé síos balla Ġháth, agus balla Iabneh, agus balla Asdod, agus do rinne sé caiṫreaċa timċioll Asdod, agus a measc na bhPhilistíneach.

7. Agus do ċuidiġ Dia leis a naġaidh na bhPhilistíneach, agus a naġaiḋ na Narábianach, noċ dáiṫreibh an Gur-baal, agus na Mehunnineach.

8. Agus ṫugadar na Hammoníṫiġ tiodhlaicce do Ussiah, agus do leaṫnuiġ a ainm amach go nuige dul a steaċ na hÉgipte; óir do neartuiġ sé é féin go hanmhór.

9. Tuilleaḋ oile, do ċuir Ussiah túir suas an Ierusalem ag geata an ċoirnéil, agus ag geata an ġleanna, agus ag filleaḋ an balla, agus do ḋaingniġ sé iad.

10. Mar an gcéadna do rinne sé túir annsa ḋioṫramh, agus do ṫoċail sé mórán tobar: óir do bí iomarcuiḋ áirnéise aige san tír iosdarach araon, agus annsna réidiḃ: luċt tighedais mar an céadna, agus luċt oibriġṫe fíneamhna annsna sléibtiḃ, agus an Carmel: óir dob ionmhuin leis tighedus.

11. Tuilleaḋ fós, do bí ag Ussiah sluagh dfearaiḃ cogaiḋ, do ṫéigeaḋ amach do ċogaḋ na mbuidhnib do réir uiṁir a ccuntais re láimh Ieiel an sgríbhneóir, agus Maaseiah an tuaċtarán fói láimh Hananiah aon do ċaiptínib an Riġ.

12. Do bí uiṁir iomlán ceann na naiṫreach na bhfear armaċta a ngaisgiḋ dá míle agus sé céd.

13. Agus do bí sluaġ fói na láimh, eadhon trí céd míle, agus seaċt míle, agus cúig céd, do rinne cogaḋ re cumas mór, do ċongnaṁ leis an Riġ a naġaiḋ na námad.

14. Agus do ġlés Ussiah dóibh

ar

ar feaḋ an tslóigh, sciaṫa, agus gáete, agus clogaḋa, agus éidigh oċta, agus boghaḋa, agus crann-táiḃiull do caiṫeaṁ cloċ.

15. Agus do rinne sé an Ierusalem ionstrumeintiġ do ċeapas lé ḋáoinib glioca do ḃeiṫ ar na tornuiḃ, agus ar na daingneaċaiḃ do ċaiṫeaṁ saiġeaḋ agus ċloċ mór asta: agus do leaṫnuiġ a ainm a nimċián, óir do cuidiughaḋ leis go hiongantach nó go raiḃ sé láidir.

16. Acht a nuair do ḃi sé láidir do ḃi a ċroiḋe ar na ṫógḃáil súas ċum a ṁillte fein: óir do ṗeacuiḋ sé a naghaiḋ an Tigearna a Ḋia féin, agus do ċúaiḋ a steaċ a ttempall an Tigearna do losgaḋ tuise ar altóir na tuise:

17. Agus do ċúaiḋ Asariah an sagart a steaċ na ḋiaigh, agus maille leis ceiṫre fiċċiḋ sagart leis an Tighearna do ḋáoiniḃ beoḋa.

18. Agus do ṫoirmiosgadar Ussiah an Righ, agus a duḃradar ris, ni* ḃeanann riotsa, a Ussiah, tuis do losgaḋ don Tighearna, acht ris na Sagartaiḃ, clann Aaron, noċ átá ar na ccoisreagaḋ do losgaḋ tuise: imṫigh amaċ as an Tranctóir, óir do ċiontuigh tú, agus ni biaiḋ sé na onóir ḋuit ón Tighearna Ḋia.

[*Uibhr. 18. 7. Exod. 30. 7.]

19. Ansin do ḃi fearg ar Ussiah, agus do ḃi sensóir iona laiṁ do losgaḋ tuise: agus a nam a feirge ris na Sagartuiḃ, ṫáinic an lubra iona aghaiḋ a bfiaḋnuise na Sagart a ttigh an Tigearna ó ṫáoḃ altóra na tuise.

20. Agus dféuċ Asariah an tárd-ṡagart agus na Sagairt uile air, agus féuċ do ḃi sé lubraċ iona ċlodan, agus do ṫiománadar amaċ as sin é; do *ḋeifriġ sé féin fós amaċ, do ḃriġ gur ḃúail an Tighearna é.

[*Maraḃ. 6. 18.]

21. Agus * do ḃi Ussiah an Righ na loḃar go ló a ḃáis, agus dfan sé na loḃar a ttigh ar * leiṫ, óir do gearraḋ amaċ as tigh an Tighearna é; agus do ḃi Iótam a ṁac ós cionn tighe an Righ, ag dénaṁ ḃreiṫeaṁnuis ar ṁuinntir na tire.

[*2 Riogh. 15. 5.] [*Lebhit. 13. 46.]

22. Anois an ċuid oile do ġníoṁuiḃ Ussiah ó ṫús go deireaḋ, do scrioḃ Isaiah ṁac Amos an fáiġ é.

23. Mar sin do ċodail Ussiah agá aiṫriḃ, agus do aḋlaiceadar é a bfoċair a aiṫreaḋ anns a ṁaċaire aḋlaicṫe do ḃean ris na Rioghuiḃ; óir á duḃradar, is loḃar e: agus do rioghuiḋ Iótam a ṁac iona áit.

# CAIB. 27.

DO ḃi * Iótam cúig bliaḋa fiċ-ċiod ḋáois a nuair do ṫosuiġ sé righe, agus do ḃi na Righ sé bliaḋna déug ann Ierusalem: do ḃé fós ainm a ṁatar Ierussah ingheann Shádoc.

[*2 Riogh. 13. 46.]

2. Agus do rinne sé an ni fa ceart a radarc an Tigearna do réir gach neiṫe dá ndearna Ussiah a aṫair: tar éis sin ni ḋeaċuiḋ sé a steaċ go tempall an Tighearna: agus do niaḋ an pobal ni truaillighe go fóill.

3. Do ċuir sé súas geata árd ti-ghe an Tighearna, agus do ċuir sé súas mórán ar ḃhalla Ophel.

4. Tuilleaḋ oile, do rinne sé caṫ-reaċa a sléiḃtiḃ Iúdah, agus do rinne sé caisleain agus tuir annsna foraoisiḃ.

5. Do ṫroid sé fós re Righ na Nammoniteaċ, agus rugh sé ḃuaiḋ orra, agus ṫug clann Ammon dó an bliaḋain sin féin, céad tallann airgid; agus do ċruiṫneaċta deiċ mile miosúr, agus deiċ mile deórna. Díocadar clann Ammon a nouid sin ris, an dara bliaḋain fós agus an treas bliaḋain.

6. Mar sin do daingnigh Iótam é féin

féin, do bhrígh gur ullmuigh sé a shlightheacha ar coimhe a Thighearna Dia.

7. Anois an chuid oile do ghniomharthaibh Iótam, agus a chogtha uile, agus a shlighthecha, féuch atáid sgriobhtha a leabhar Riogh Israel agus Iúdah.

8. Do bhi sé cúig bliadhna fichead dáois a nuáir do thosuigh a righe, agus do bhi na Righ sé bliadhna déug ann Ierusalem.

9. Agus do chodail Iótam agá aithribh, agus do adhlaicedar é ccathraigh Dháibhi: agus do rioghaigh Ahas a mhac iona áit.

---

CAIB. 28.

[margin: * 2 Riogh. 16. 2.]

DO bhi * Ahas fichte bliadhain dáois a nuair do thosuigh a righe, agus do bhi na Righ sé bliadhna déug ann Ierusalem: as ní dearnuigh sé an ní fá ceart a radharc an Tighearna, cosmhuil ré Dáibhi a athair.

2. Oir do shiubhail sé a slighthibh Riogh Israel, agus do rinne mar an ccéadna iomáighe leaghtha do Bhaalim.

3. Tuilleadh oile, do rinne sé íodhbairt a ngleann mhic Hinom, agus do loisg sé * a chlann ann sa teine, do réir ghráinemhlachd na ngeinteadh, noch do theilg an Tighearna amach roimhe chloinn Israel.

[margin: * Lebbith. 18. 21.]

4. Do rinne sé íodhbairt mar an ccéadna agus do loisg sé túis ann sna háitibh árda, agus ar na cnocaibh, agus faoi gach aoinchrann glas.

5. Uime sin do sheachaid a Thighearna Dia é a láimh Righ na Siria, agus do bhuail sé é, agus rug mórán diobh leis a láimh, agus rug go Damascus iad: tugadh fós a láimh Righ Israel é, noch do bhuail é lé hár mór.

6. Oir do mharbh Pecah mac Remaliah ann Iúdah céud agus fichte míle a naon ló, fir chróbha uile, do bhrígh gur thréigeadar an Tighearna Dia a naithreadh.

7. Agus Sichri, duine cumhachtach do Ephraim, do mharbh sé Maaseiah mac an Righ agus Asricam uachtarán an tighe, agus Elcanah noch do bhfoigsi don Righ.

8. Agus rugadar clann Israel leó a láimh dá ndearbhráithribh dá chéd míle bean, mac agus inghean, agus rugadar mar an ccéadna mórán sgdála uatha, agus rugadar a nsgdáil go Samária.

9. Acht do bhi fáidh don Tighearna ann sin, dar bhainm Oded: agus do chuaidh sé amach a ccoimhe an tsloigh tháinic go Samária, agus a dubhairt sé riú, féuchaidh, do bhrígh go raibh an Tighearna Dia bhur naithreadh feargach ré Iúdah, thug sé ion bhur láimhse iad, agus do mharbhabhair iad a ndibhfeirg roichtios suas go neamh.

10. Agus anois sé do chuirebhair romhuibh clann Iúdah agus Ierusalem do choimhgmháil faoi na bhfearuibh, agus na mnáibh dáora dáoibh féin: acd ané nach bhfuil oruibhse, eadhon oruibhsi féin, peacaidh a naghaidh bhur tTighearna Dé?

11. Anois éistigh riomsa ar a nadhbharsin, agus léigidh amach na braighde, a rís, noch do ghabhabhair a laimh dá bhur ndearbhráithribh: óir atá fearg fhíochmhar Dé ribh.

12. Ann sin do sheasadar suas cuid áirigh do cheannuibh chloinne Ephraim, Asariah mac Iohanan, Berechiah mac Messillemot, agus Iehiseiah mac Sallum, agus Amasa mac Hadlai a naghaidh na muintire tháinic ón chogadh:

13. Agus a dubhradar riú, ní thiubhartháoi na braighde a steach ann so: óir an tionad ar chiontuighemairne a naghaidh an Tighearna, is mian libhse tuilleadh do chur a ccionn ar bpeacadh agus ar sáruighthe: óir is mór ar ccoir, agus atá fearg fhíochmhar a naghaidh Israel.

14. Mar sin

14. Mar sin dfágbadar na fir
armṫa na braiġde, agus a nédáil a
bfiaḋnuise na bprionnsaḋ agus na ċom-
ċruinniġ uile.
15. Agus déirġedar suas na daoi-
ne do goireḋ as a nainm, agus do
ġlacadar na braiġde, agus do nédáil
do ċuiredar édaċ ar a raiḃ lomnaċ
diob, agus do ċoisġedar iad, agus ṫu-
gadar bróga dóiḃ, agus ṫugadar
biaḋ agus deoċ dóiḃ, agus dunga-
dar iad, agus do iomċradar an méid
do ḃi lag aca ar assaluiḃ, agus ṫu-
gadar iad go Jericho, * caṫair na
Deut. 34. 3. ccrann pailme, ċum a ndeárbráiṫreċ:
ann sin dfilledar go Samária.
16. Ann sa namsin do ċuir Ahas aṫ-
ċuinge go Riġṫib na Hassiria do
ċungnam ris.
17. Oir ṫangadar na Hédomitiġ a
ris, agus do ḃúailedar Júdah, agus
rugadar braiġde leó.
18. Dionnsuiġedar na Philistiniġ
mar an gcédna caiṫreċa na tire íosa-
ruiġ, agus an táoḃ ṫes do Júdah,
agus do ġabadar Bet-semes, agus
Aialon, agus Gederot, agus So-
cho gun a bailtiḃ, agus Timnah gun
a bailtiḃ, Gimso fós gun a bailtiḃ:
agus do áitreḃadar ann sin.
19. Oir du ċuir an Tiġerna Júdah
síos ar son Ahas Riġ Israel: óir do
riñe sé Júdah tárrnoċt, agus do ċion-
tuiġ sé a naġaiḋ an Tiġerna go
mór.
20. Agus ṫáinic Tilgat-pilneser
Riġ na Hassiria ċuige, agus do ċuir
aindeise air, agus níor neartuigh
sé é.
21. Oir rug Ahas roinn as tiġ an
Tiġerna, agus as tiġ an Riġ, agus
ó na prionnsaḋuiḃ, agus ṫug sé do
Riġ na Hassiria sin: ar níor ċuidiġ
sé leis.
22. Agus a naimsir a aindeisi do
ċiontuiġeḋ sé fós ní sa ṁó a naġaiḋ
an Tiġerna: an Righsi féin Ahas.
23. Oir dioḋbuir sé do ḋéeiḃ Dha-
mascus, noċ do ḃúail é, agus a du-
bairt sé, do brig gur ċuidiġ deeé Riog
na Siria leó, uime sin do ḋénsa ioḋ-
buirt dóiḃ, ċor go ttárṫoċuid mé:
aċt is iad do sgrios eision agus Is-
rael uile.
24. Agus do ċruinniġ Ahas a gcionn
a ċéile soiṫiġe ṫiġe Dé uile, agus
do ġeárr sé na mbloḋuiḃ soiṫiġe ṫiġe
Dé, ⁊ do ḋruid doirse ṫiġe an Tiġer-
na, agus do riñe altóra ḋó féin ann
gac einċoirnéul do Jerusalem.
25. Agus ann gaċ aon ċaṫruigh fa
leiṫ do Júdah do riñe sé aite árda
do losgaḋ tuise do ḋéeiḃ oile, agus
do brostuiġ sé ċum feirge an Tiġer-
na Dia a aiṫreḋ.
26. Anois an ċuid oile dá ġníomuiḃ,
agus dá sliġṫiḃ uile, ó ṫús go dei-
reḋ, feuċ atáid sgriobṫa a leabar
Riogh Júdah agus Israel.
27. Agus do ċoḋuil Ahas agá ai-
ṫriḃ, agus do aḋlaicedar é ann sa ċa-
ṫruiġ, eadhon ann Jerusalem: aċt ní ṫu-
gadar é go túama Riogh Israel,
agus do rioghuiġ Hesecíah a mac
iona áit.

## CAIB. 29.

DO ṫosuiġ * Hesecíah a riġe * 2 Riogh. 18. 1.
a núair do bi sé cúig bliaḋna
fiṫċiod dáois, agus do bi
sé na Riġ náoi mbliaḋna
fiṫchiod ann Jerusalem: agus do bé
ainm a ṁaṫar Abiah ingean Shecha-
riah.
2. Agus do riñe sé an ni fa ceart a
raḋarc an Tiġerna, do réir gach
einneiṫe dá ndearnuiḋ a aṫair Dáibi:
3. Ann sa ċéadbliaḋuin dá riġe, ann sa
ċéadmí, dfosguil sé doirse tighe an
Tigheaṙna, agus daṫnuaḋuigh sé
iad.
4. Agus ṫug sé a steaċ na Sagairt

agus na Lebitigh, agus do chruinnigh
sé a bhfochair a chéile iad ann sa
tsráid soir.

5. Agus a dubhairt sé riú, éistigh
riomsa, a Lebitecha, náomhaigh sibh féin
a nois, agus náomhaigh tigh an Tigh-
earna Dia bhur naithreadh, agus beiridh
amach an salchar as an náit náomh-
tha.

6. Oir do pheacaigheadar ar naithre-
ne, agus do rinneadar an ni dob olc a
radharc an Tighearna Dia ar naithreadh,
agus do thréigiodar é, agus do iom-
póigheadar a naighthe ó áitreabhadh an
Tighearna, agus do chuireadar a ccúl
ris.

7. Do dhruideadar fós doirse an
phóirse, agus do chuireadar na soillse
as, agus nior loisgeadar tuis, agus
nior ofráladar iodbarta loisge annsa
náit náomhtha do Dhia Israel.

8. Uimesin táinic fearg an Tigh-
earna ar Iudah, agus ar Ierusalem,
agus do thoirbhir sé iad do bhuáidhreadh,
duathbhás agus fheadalraidh, mar do chitise
le bhur súilibh.

9. Oir cheana do thuiteadar ar naithre
ris an ccloidheamh, agus atáid ar mic
agus ar ninghena, agus ar mná a
ndaoirse thríd so.

10. Anois atá am chroidhesi cunnradh
do dhénamh ris an tTighearna Dia Is-
rael, le a iompochadh a fhearg fhiochmhar
uainn.

11. A chlann, ná bíthi anois mainéct-
nach: óir do * togh an Tighearna
sibh do sheasamh dá lathair do dhénamh ser-
bhise dó, agus go ndénadh sibh minios-
trálas dó, agus go loisgeadh sibh
tuis.

* Num. 8. 14. & 18. 2. 6.

12. Annsin déirigheadar na Lebitigh,
Mahat mac Amasai, agus Ioel mac
Asariah, do macaibh na cCohatiteach:
agus do macaibh Merári; Cis mac
Abdi, agus Asariah mac Iehalelel:
agus do na Gersonitibh; Ioab mac
Simmah, agus Eden mac Ioah:

13. Agus do macaibh Elisaphan; Simri,
agus Ieiel: agus do macaibh Asaph;
Sechariah, agus Mattaniah:

14. Agus do macaibh Heman; Ie-
hiel, agus Simei: agus do macaibh
Ieduthun; Semaiah, agus Ussiel.

15. Agus do chruinnigheadar a ndear-
bhráithre, agus do náomhadar iad féin,
agus thangadar do réir aithne an
Righ maille re briathraibh an Tighearna
do ghlanadh tighe an Tighearna.

16. Agus do chuadar na Sagairt don
chuid a stech do tigh an Tighearna
dá ghlanadh, agus tugadar amach
gach uile salchar dá bhfuaradar a stigh
a tteampall an Tighearna, go cúirt
tighe an Tighearna: agus do thógbhadar
na Lebitigh leó é, dá breith leó
amach go habhainn Cidron.

17. Anois do thoisigheadar an chéad
lá don chéadmhí ar naomhadh, agus ar a
nochtmhadh lá don mhí thangadar go póirse
an Tighearna: marsin do náomhadar
tigh an Tighearna a nocht lá, agus ann-
sa seisedh lá déag don chéadmhí do
chríochnaigheadar.

18. Ann sin do chuadar a steach
go Hesechiah an Righ, agus a dubhra-
dar, do ghlanamar tigh an Tighear-
na uile, agus altóir na hofrála
loisge, agus a soithighe uile, agus
bórd a naráin taisbéanta gona soithi-
ghibh uile.

19. Tuilleadh oile, a nuile soithech dar
theilg an Righ Ahas iona righe amach iona
easaontadh, do ghléasamair agus do náo-
mhaigheamar iad; agus féuch atáid as coinne
altóra an Tighearna.

20. Annsin déirigh Hesechiah an Righ
go moch, agus do chruinnigh sé uachta-
ráin na cathrach, agus do chuaidh sé suas
go tigh an Tighearna.

21. Agus tugadar seacht mbulóga
leó, agus seacht reithe, agus seacht
nuáin, agus seacht bpuic mar ofráil *
pheacaidh ar son na rioghachta, agus na
Sanctóra, agus Iudah; agus d'fhuáir
sé do na Sagartaibh mic Aaron a
niodhbhairt ar altóir an Tighearna.

* Lebhit. 4. 14.

22. Mar sin do mharbhadar na bulóga,
agus do ghlacadar na Sagairt a
nfuil, agus do * chroitheadar ar a nal-
tóir í; mar sin a nuas do mharbhadar na
reithedha,

* Lebhit. 8. 15. Eabhr. 9. 21.

pheiṫeóda, do ċroiṫeadar a nfuil ar a naltóir: do ṁarḃadar fós na huáin, agus do ċroiṫeadar a nfuil ar a naltóir.

23. Agus ṫugadar amaċ na gaḃair ḟirionna ċum na hofrála peacaiḋ a laṫair an Riġ agus an ċoṁċruinniġ, agus do leagadar a láma * orra.

* Lebhit. 4. 15.

24. Agus do ṁarḃadar na Sagairt iad, agus do rinneadar aṫṁuintearḋus le ná bfuil ar a naltóir, do ḋéanaṁ síoṫċána ar son Israel uile; óir do aiṫin an Riġ a nofráil loisge, agus a nofráil ṗeacaiḋ do ḋéanaṁ ar son Israel * uile.

* 1 Crain. 16. 4. & 25. 6.

25. Agus do ċuir sé na Lebhitiġ a ttiġ an Tiġearna maille re cimbaluiḃ, le saltraċaiḃ, agus lé cláirseaċaiḃ do réir aiṫne Dháibi, agus Ghad féuċadóir an Riġ, agus Nátain an fáiġ: óir is marsin do bí aiṫne an Tiġearna tre na fáiġiḃ.

26. Agus do seasadar na Lebhitiġ maille re hionstrumintiḃ Dháibi, agus na Sagairt gun a stocuiḃ.

27. Agus do aiṫin Heseciah a nofráil loisge do losgaḋ ar a naltóir: agus a nuair do tosuiġ a nofráil loisge, do tosuiġ caintic an Tiġearna mar an gcéadna leis na stocaiḃ, agus leis na hionstrumintiḃ do órduiġ Dáibi Riġ Israel.

28. Agus do aḋradar an coṁċruinniuġaḋ uile, agus do seinneadar an lucht ceóil, agus do fuáimniġeadar na stuic: an tiomlán marsin, nó gur críoċnuiġeadh a niodbairt loisge.

29. Agus a nuáir do ċríoċnuiġeadar deireaḋ leis a nofráil, do ċrom an Riġ, agus an méid do bí na ḟoċair, agus do aḋradar.

30. Tuilleaḋ fós, dfuagair Hesechiah an Riġ, agus na prionnsaḋa, do na Lebhitiḃ molaḋ do ċanaḋ don Tiġearna lé briaṫruiḃ Dháibi, agus Asaph an fáisdionaċ: agus do ċanadar molaḋ maille re gáirdeaċus, agus do ċromadar a gcinn, agus duṁluiġeadar.

31. Ann sin do freagair Hesechiah, agus a dubhairt sé, anois do ċoisreaga-

bhar sib féin don Tiġearna, tigiḋ a leiṫ, agus tugaiḋ iodbuirt, agus ofráil buiḋeaċuis don Tiġearna iona tiġ. Agus tug an coṁċruinniuġaḋ iodbuirt agus ofráil buiḋeaċuis leó, agus an méid do bi sóċroiḋeaċ, ofráil loisge.

32. Agus do bi uiṁir na hofrála loisge tug an coṁċruinniuġaḋ leó, deiċ mbulóga agus tri fiċċid, céd reiṫe, agus dá ċéd uan: iad so uile mar ofráil loisge don Tiġearna,

33. Agus do buḋ sé céad daṁ na neiṫe coisreagṫa, agus tri mile cáorach.

34. Acht do bádar na Sagairt roġann, ionnus nár ḟéadadar na hofrála loisge uile dfeannaḋ: uime sin do ċuidiġeadar a ndearḃráiṫre na Lebhitiġ leó, nó gur críoċnuiġeadh an obair, agus nó gur náomuiġ na Sagairt oile iad féin: óir dob ḟiréunta na Lebhitiġ iona ccroiḋe dá náomaḋ féin náid na Sagairt.

35. Agus mar an ccéadna do bádar na hofrála loisge iomadaṁuil maille re méid na nofrálaċ síoṫċána, agus na nofrálaċ diġe da gaċ áon ofráil loisge. Mar sin do cuireaḋ seirbhis tiġe an Tiġearna a nórduġaḋ.

36. Agus do bi luáṫġáire ar Hesechiah, agus ar an bpobal uile, gur uṁluiġ Dia an pobal: óir do rinneaḋ an ċuis go hobann.

CAIB. 30.



Agus do ċuir Hesechiah fios go hIsrael uile, agus go Iúdah, agus do scríobh litreaċa fós go hEphraim, agus go Manasseh, teaċt go tiġ an Tiġearna ann Ierusalem, do ċongṁail na Cásg don Tiġearna Dia Israel.

 2. Oir

2. Oir do rinne an Righ comhairle, agus
a phrionnsadha agus an comhchruinniughadh
uile an Ierusalem an Cháisg do chong-
mháil annsan * dara mí.

* Nuimb. 19. 11.

3. Oir mór fhéadadar a congmháil fá
namsin, do bhrígh nár naomhuigheadar na
Sagairt iad féin mar budh lór, ní mó
chruinnigheadar cách iad féin go Hieru-
salem.
4. Agus do thaitin an ni sin leis
an Righ agus leis an cComhchruinniughadh
uile.
5. Air a naobharsin do rinnedar
órdughadh fuagra do thabhairt ar fedh
Israel, ó Bheersheba go nuige Dan,
teacht do choimhéd na Cáisge don Tighearna
Dia Israel go Hierusalem: oir ni
dhearnadar é re haimsir fada, mar
do bhí scríobhtha.
6. Mar sin dimthigheadar na teachta leis
na litreachaibh ón Righ agus ó na prionn-
sadhaibh ar fedh Israel agus Iúdah, agus
do réir aithne an Righ, ag rádh, A
chlann Israel, fillidh a rís chum an Ti-
ghearna Dia Abraham, Isaac agus Is-
rael, agus fillfe sé ar an bfuigheall
atá dhibhse, noch dimthigh as láimh Righ
na Hassiria.
7. Agus ná bithidhse cosmhuil re bhur
naithreacha, agus cosmhuil re bhur ndear-
bhráithribh, noch do pheacaidh a nagaidh an
Tighearna Dia a naithreach, noch do scaoil
iad ar a naobharsin dá sgrios mar do
chithidhse.
8. Anois ná bithidhse cruaidhmhuineil,
mar do bhádar bhur naithre, acht tu-
gaidh sibh féin don Tighearna, agus ti-
gidh a steach dá sanctóra, noch do náom-
uigh sé go bráth, agus adhruigh bhur
dTighearna Dia, le bfillfe fráoch a
feirge uaibh.
9. Oir má fillti a rís chum an Ti-
ghearna, do gheabhaid bhur ndearbhráithre,
agus bhur cclann trócaire a latháir na muin-
tire rug a láimh iad, ionnus go ttiuc-
faid a rís don tír so: óir is * grása-
mhuil trócaireach bhur dTighearna Dia, agus
ni iompóchaidh sé a aghaidh uaibh, má fillti
chuige.

* Exod. 34. 6.

10. Mar sin do chuadar na teachta ó
chathraigh go cathraigh tré thír Ephraim,
agus Mhanasseh, go nuige fad go Sebulun:
acht do bhádarsan ag magadh agus ag
sgige fútha.
11. Thairis sin, dumhluigheadar mó-
rán do Aser, agus do Mhanasseh
agus do Shebulun, agus tangadar
go Hierusalem.
12. Mar an gcéadna an Iúdah, do
bhí lámh Dé lé haonchroidhe amháin do tha-
bhairt dóibh do choimhlionadh aithne an Righ
agus na bprionnsadh, re breithir an
Tighearna.
13. Agus do chruinnigh an Ierusalem
mórán daoine do choimhéd féusta a
naráin gan loibhin annsa dara mí, com-
chruinniughadh romhór.
14. Agus deirgheadar, agus ruga-
dar na * haltóra do bhí an Ierusalem
leó, agus rugadar leó a nuile altóir
thúis, agus do theilgeadar a sruth Ci-
dron iad.

* Caib. 28. 24.

15. Ansin do mharbhadar an Cháisg
ar an ccéathramhadh lá déag don dara mí,
agus do bhí náire ar na Sagartaibh agus
ar na Lebhitibh, agus do náomhadar iad
féin, agus tugadar na hofrála lois-
ge a steach go tigh an Tighearna.
16. Agus do sheasadar iona náit do
réir a ngnátha do réir dlighe Mhaoise
óglach Dé: do chroitheadar na Sagairt
a bhfuil do ghlacadar as láimh na Lebhi-
teach.
17. Oir do bhí mórán annsa chomhchru-
inniughadh, nach ar náomhadh: uime sin is ar
na Lebhitibh do bhí cúram marbhtha na
Cáisg, ar son gach aoin nach raibh glan,
dá náomhadh don Tighearna.
18. Oir níor ghlan mórán don pobal
iad féin, eadhon mórán do Ephraim, do
Mhanasseh, do Isachar, agus do
Shebulun; gidheadh a duadar an Cháisg,
tar mar atá scríobhtha: acht do ghuidh
Hesechiah ar a son ag rádh, go maithidh
an Tighearna maith dá gach aonduine,
19. Dá nullmhuighionn a chroidhe diar-
raidh Dé, an Tighearna Dia a aithreach, dá
mbeith nach biadh glan do réir glanta na
Sanctóra.
20. Agus déisd an Tighearna
re

ré Hezeciah, agus do leighis sé an pobal.

21. Agus do ċoiméad clann Israel do bí a láthair ann Ierusalem, féusta a naráin gan loibin seaċt lá maille re gáirdeaċus mór, agus na Sagairt agus na Lebitigh ag molaḋ an Tighearna ó ló go ló, ag seinm le hionstruimintib árdġoṫaċ don Tighearna.

22. Agus do labhair Hezeciah go cobarṫaċ ris na Lebitib uile, noċ do ṫeagaisc eólus maiṫ an Tighearna, agus a duadar ar feaḋ a nféusta seaċt lá ag offráil offrála síoṫċána, ⁊ ag déanamh admhála don Tighearna Dia a naithreḋh.

23. Agus do rinne an coiṁṫionól uile comhairle fa seaċt lá oile do ċoiméud: agus do ċoiṁeádadar seaċt lá oile re sólás.

24. Oir tug Hezeciah Rí Iúdah don ċoṁċruinniuġaḋ míle bulóg agus seaċt míle cáora; agus tug na prionsaḋa don ċoṁċruinniuġaḋ míle bulóg ⁊ deiċ míle cáora: agus do náomhaḋ uibhir mór sagart iad féin.

25. Agus bá luaṫġáireaċ coṁċruinniuġaḋ Iúdah uile, agus na Sagairt, agus na Lebitigh, agus an coiṁṫionól ṫáinic as tír Israel uile, agus na coiṁiġṫigh ṫáinic as tír Israel, agus do bí na ccoiṁnuiḋe ann Iúdah.

26. Ann sin do bí gáirdeaċus mór ann Ierusalem: óir ó aimsir Sholaimh mic Dáibi Rí Israel, ní raib a leiṫéid ann Ierusalem.

27. Ann sin déirgheadar na Sagairt, agus na Lebhitigh, agus do bheannuigheadar an pobal; agus do héisdeadh a nguth, agus tháinic a nguidhe dá áit chomhnuigh náomhtharan, eadhon go flaithemnus.

## CAIB. 31.



Anois a nuair do críoċnuiġeaḋ so uile, do ċuáiḋ a nuile dhaoine Disrael dá raib a láṫair amaċ go caiṫreaċaib Iúdah, agus do * bhrisiodar na híomáiġe na mbloḋaib, agus do ġearradar síos na garráin, agus do ṫeilgeadar sgaoḋ na háite árda agus na haltóra amaċ as Iúdah, agus as Beniamin, ann Ephraim fós agus a Manasseh, nó gur sgriosadar go hiomlán iad. Ann sin dfilleadar clann Israel uile gaċ áon dá seilb féin ann a ccaiṫreaċaib féin.

* 2 Riogh. 28. 4.

2. Agus dórduiġ Hezeciah cúrsa na Sagart agus na Lebiteaċ do réir a ccúrsaḋ, gaċ áonduine do réir a seirbise, na Sagairt agus na Lebitigh ċum offrála loisge agus offrála síoṫċána do miniostralas, agus do breiṫ buiḋe agus do molaḋ a ndorus lóistíneaḋ an Tighearna:

3 Cuid roṅa an Rí mar an ccéadna dá máoin féin ċum na nofrálaċ loisge, mar atá offráil loisge na maidne agus an tráṫnóna, agus offráil loisge na sábóideaḋ, agus na ngealaċ núaḋ, agus na bféustaḋ bfúagarṫa, mar atá sgriobṫa * a ndligeaḋ an Tighearna.

* Uibhr. 28.

4. Tuilleaḋ fós, dfuagair sé don luċt do ċoṁnuiġ ann Ierusalem cuid na Sagart agus na Lebiteaċ do ṫabhairt dóib, go mbeidís meanmnaċ a ndligeaḋ an Tighearna.

5. Agus ar ball a ttáinic a naiṫne amaċ, tugadar clann Israel leó iomarcuiġ do primidil arba, fíona, ola, agus mela, agus do uile bisgeaċ a nfearainn, agus deaċmaḋ gaċ uile neiṫe tugadar leó go líonmar.

6. Agus a ttáob ċloinne Israel agus Iúdah do ċoṁnuiġ a ccaiṫreaċaib Iúdah, tugadarsan fós a steaċ deaċmaḋ

daṁ

* Lebbit. 27. 30. Deut. 14. 28.

dam agus cáorać agus dećmad * nei-
ṫeann naómṫa, noć do coisreagad da
tTiġearna Dia, agus do ċruinneadar iad
ar muin a ċéile na ccruáċaib.
7. Ann sa treas mi do ṫosnuigeadar
bunáit na ccruać do ċur, agus ann sa
sećtmad mí do ċrioċnuigeadar (iad.)
8. Agus a nuair táinic Hesecíah
agus na prionnsada, agus do ċoncadar na carnáin, do bheannuigheadar an Ti-
ġearna agus a pobal Israel.
9. Annsin do ċeasnuig Hesecíah ris
na Sagartuib agus ris na Lebitib a
ttáob na ccárn.
10. Agus do freagair Asariah árd-
ṡagart ṫiġe Sádoc é, agus a dubhairt,
ó a nuair fár ṫionnsgnadar an pobal na
hoffrála do ṫabhairt a sdeaċ go tiġ an
Tiġearna, do bi go lór aguinn ré iṫe,
agus dfágbamar go lór: óir do beannuig
an Tiġearna a pobal; 7 an ni do fágbad,
sé an stór mórso é.
11. Ann sin dfuagair Hesecíah seom-
rada do ġlesa a ttiġ an Tiġearna, agus
do rinneadar iad.
12. Agus tugadar a sdeaċ na
hoffrála agus na dećmada agus na
neiṫe coisreagṫa go firinneaċ: ós cionn a
raib Cononiah an Lebiteaċ na feadma-
nać, agus bud é Simei a dearbraṫair bá
foigsi dó.
13. Agus Iehiel, agus Asasiah, 7
Nahat, agus Asahel, agus Ierimot, agus Iosabad, agus Eliel,
agus Ismachiah, agus Mahat, agus
Benaiah, do bud feiṫmeóiriġ iad fói
láim Chononiah, agus Shimei a dear-
braṫair ar aiṫne an Riġ Hesecíah agus
Asariah uaċtarán ṫiġe Dé.
14. Agus ba hé Core mac Immah Le-
biteać an doirseóir don leiṫ ṡoir, do bí
ós cionn offrálać toileamla Dé, do roinn
offrálać an Tiġearna; agus na neiṫ ion-
ronáomṫa.
15. Agus na diaiġ sin do bi Eden,
agus Miniamin, agus Iessua, agus
Semaiah, Amariah, agus Sechaniah
a ccaiṫreaċaib na Sagart iona noifig
ċumṫa, do sgaoiled ar a ndearbráiṫrib
re sealuib, commait don mór agus don
beag.
16. Taobh amuigh dá ngenealach
fearrdha ó áois thri mbliadan agus
ós a ċionn, eadhon do gaċ uile duine da
ttéid a sdeaċ go tigh an Tighearna,
a ccuid laetheamhuil ar son a serbhi-
se iona ccúramuib do réir a ccúr-
sadh.
17. Ar aon do ġinealać na Sagart
maille re tigh a naithreadh, agus
na Lebiteaċ ó fiċhéid bliadan dáois
agus ós a ċionn, iona ccúramuib do
réir a ccúrsad.
18. Agus do ghinealać a ndaóine
beaga uile, dá mnáib, agus dá macaib,
agus dá ninġeanuib ar fed an ċomċrui-
ninniġ: óir iona noifig chinnte do náomui-
gheadar iad féin a náomṫaċt.
19. Mar an gcédna do macaib Aá-
rion na Sagart, noċ do bi a maċaiġib
cuimineaċ a ccaiṫreaċ ann gać áon ċaṫraiġ
fa leiṫ, na dáoine do foillsiuġad na
nainm do ṫabhairt coda rónna do uile
firionnać a measg na Sagart, agus an
méid do háirmeadh le ginealać a measc na
Lebiteać.
20. Agus marso do rinne Hesecíah
ar feadh Iúdah uile, agus do oibriġ
mait, agus ceart, agus firinne
a láthair a Thiġearna Dé.
21. Agus ann gach uile obair
dar ṫionnsguin sé a serbhis Dé, agus
ann sa dliġed, agus ann sna haiṫeantuib
diarraid a Dhé, do rinne sé é re na ċroi-
de iomlán, agus do bi sé sona.

## CAIB. 32.

Tar éis * na neiṫeannso, agus a norduġad go diongmalta, ṫáinic Sennacherib Riġ na Hassiria, agus do ċuaid a sdeaċ go Iúdah, agus do ċuir for-longport re hagaid na ccaithreċh ndaingion,

* 2 Rígh. 18. 13. Isa. 36. 1. &c.

ndamhgion, agus do ṡáoil sé a mbúain amach dó féin.

2 Agus a nuáir do chonnairc Hesecíah go ttáinic Sennacherib, agus gur chuir roimhe troid a naghaidh Ierusalem;

3. Do rinne sé comhairle re na ṗrionnsaduibh, agus re na dáoinibh cumasacha, uisgeadha na ttobar do stopadh, noch do bhí táobh amuigh don chathraigh; agus do chuidigheadar leis.

4. Annsin do thionoladar mórán dáoine a ccionn a chéile, noch do stop na toibreacha uile, agus a nabhuinn do ghab tre lár na tíre, gá rádh, Cred fa ttiucfaidis Rìghte na hAssiria agus iomad uisge dfagháil?

5. Agus do neartuigh sé é féin, agus do chuir sé súas an balla uile do bhí briste, agus do thóg súas é go nuige na tuir, agus balla oile táobh amuigh, agus do leasuigh sé Millo a ccathraigh Dháibhi, agus do rinne sé gaethe agus sciatha go lór.

6. Agus do chuir sé caiptinigh cogaidh ós cionn an ṗobail, agus do chruinnigh chuige iad a bfarradh a chéile a sráid gheata na cathrach, agus do labhair go meisneamhuil riú, gá rádh,

7. Bithi láidir curata, ná biodh eagla nó anbhúain oruibh roimhe Righ na hAssiria, ar son a bfuil diomad slóigh aige: óir is mó atá linne ná leis.

*Jer. 17. 5. 8. * Lámh ḟeola atá leisision, acht atá an Tighearna Dia linne chum cuidiughadh linn, agus do throid ar ccath. Agus do ṡeasadar an pobal ar bhriathruibh Hesecíah Righ Iúdah.

*2 Kingh 18. 17. 9. * Na dhiaigh so do chuir Sennacherib Righ na hAssiria a ṡeirbhisigh go Hierusalem (acht do bhí féin a bforslongport re haghaidh Lachis, agus a chumhachta uile na ḟochair) go Hesecíah Righ Iúdah, agus a raibh ann Ierusalem do Iúdah uile, gá rádh,

10. Is marso a deir Sennacherib Righ na hAssiria; Cred iona bfuil bhur ndóigh as a bfantáoi a ndamhgion Ierusalem?

11. Nach bfuil Hesecíah dá chur dfiachaibh oruibh sibh féin do thabhairt don bhás, le gorta agus le tart, gá rádh, Sáorfuidh an Tighearna Dia sinn amach as láimh Righ na hAssiria?

12. Nách ar chuir an Hesecíah céadna sin a áite árda agus a altóra ar ccúl, agus nach ar ḟúagair do Iúdah agus do Ierusalem gá rádh, adórtáoi as coimhe áon altóra amháin, agus loisgfidhe túis uirre?

13. Nách bfuil a ḟios agaibhsi cred do rinne misi agus maithreacha re huile dháoine chrioch oile? ar ḟéadadar deé chinedhach na ccrioch sin ar mhodh ar bith a bfearann do ṡáoradh as mo láimhse?

14. Cia hé measc deé na ccrioch sin uile, noch do léirsgrios maithresi, dfeádadh a dháoine do ṡáoradh as mo láimhsi, as a mbiadh bhur Ndiasa cumasach ar sibhsi do sáoradh óm láimh?

15. Anois ar a nadhbharsin ná mealladh Hesecíah sibh, agus ná bogadh sé sibh ar an modhso, agus fós ná creidigh é: óir ni raibh áondia chrìche ná rioghachta ar bith cumasach ar a dháoinibh do ṡáoradh óm láimhsi, agus ó láimh maithreadh; nach lugha go mór ná sin ḟéadus bhur Ndiasó sibhsi do ṡáoradh as mo láimh?

16. Agus do labhradar a ṡeirbhisigh fós tuilleadh a naghaidh an Tighearna Dé, agus a naghaidh a ṡeirbhisigh Hesecíah.

17. Do sgriobh sé litreacha mar an ccéadna do cháineadh an Tighearna Dia Israel, agus do labhairt iona aghaidh, gá rádh, Mar nar ṡáoradar deé na ccrioch oile a ndáoine as mo láimhsi, is marsin nach sáorfuidh Dia Hesecíah a dháoine as mo láimh.

18. Ann sin déigheadar do ghuth árd annsa teangaidh Iúdhuidhe ar mhuintir Ierusalem do bhí ar an mballa, do chur eagla orra, agus dá mbúaidhreadh, chor go ngabhaidis an chathair.

19. Agus do labhradar a naghaidh Dé Ierusalem, amhuil do laibheoraidis a naghaidh deé dháoine na talmhan, noch dob obair lámh duine.

20. Ar a nadhbharso do ghuidh agus do éigh Hesecíah an Righ, agus an fáidh Isaiah, mac Amos, chum nimhe.

21. Agus

21. * Agus do ċuir an Tiġearna
* 2 Riogh.19. 35. &c. aingeal uaḋ, noċ do ġearr a maċ na
fir ċalma uile, agus na ċinn feaḋna, agus
na cáiptinidhe annsa bhforlongport ag
Riġ na Hassiria: mar sin dfill sé
re náire ar a ċoan dá ḋúṫaiġ féin. Agus
a nuáir ṫáinic sé go tiġ a ḋé, an lus
ṫáinic amach as a inniġibh féin do ṁarbadar
ann sin é leis an cclaiḋeaṁ.

22. Mar so do ċumdaiġ an Tiġearna
Hesecíah, agus muintir Ierusalem
ó láiṁ Shennacherib Riġ na Hassiria,
agus ó láiṁ a nuile ḋuine oile,
agus do ṫréoruiġ sé iad ar gach uile
ṫaoḃ.

23. Agus tugadar mórán daóine
tioḋlaice ċum an Tiġearna go Hierusalem,
agus prezantada go Hesecíah Righ Iúdah: ionnus gur méuduiġeaḋ
é a radarc gaċ uile ċríċe ó
sin amach.

24. * Annsna laéṫiḃ sin do bí Hesecíah
* 2 Riogh.20. 1, Isa. 38. 1. tinn ċum báis, agus do ġuiḋ
sé ċum an Tiġearna, agus do labair
sé ris, agus tug sé coṁarṫa dó.

25. Aċt nior ċúitiġ Hesecíah a
ris do réir na maiṫeasa do rinneaḋ dó,
aċt do tógbaḋ a ċroiḋe suas: uime
sin ṫáinic dioġaltas air, agus ar Iúdah,
agus ar Ierusalem.

26. Thairis sin duṁlaiġ Hesecíah é
féin ar son uabair a ċroiḋe (é féin agus
⁊ muintir Ierusalem) ionnus naċ dtáinic
dioġaltas Dé orra re linn Hesecíah.

27. Agus do bí iomarcaiḋ saiḋbhris,
agus onóra ag Hesecíah: agus do
rinne sé stórais dó féin ċum airgid,
agus cum óir, agus ċum cloch
mbúaḋa, agus ċum spiosraḋa, agus
ċum sciaṫaḋ, agus ċum a nuile sórt
séud nálainn.

28. Tiġṫe stórais mar an cceadna
ċum bisiġ a narba, agus a nfiona, agus
na hola, agus stallaḋa do nuile
sórt beaṫach, agus máinreca da
ṫréudaiḃ.

29. Tuilleaḋ oile, dulluiġ sé dó
féin caiṫreaċa, agus selba do ṫréudaiḃ,
⁊ delbaiḃ go lór: óir tug Dia
iomarcaiġ maóine dó.

30. Do stop an Tesecíah céona
so cúrsa uisge uaċtarach Gihon, agus
tug go dírech síos é re taoḃ
ċaiṫreach Dháibi taoḃ siar, agus do
ċuaiḋ Hesecíah air a aġaiḋ iona oibreaċaiḃ
uile.

31. Aċtċeana a ttaoḃ teaċtaḋ prionnsaḋ
na Babilóine, noċ do ċuir teaċta
ċuige, dfaġáil sgéul a mionguiḋh
do rinneaḋ annsa tír, do léig Dia na leiṫ
féin é da ḋearbaḋ, ċor go mbeiṫ fios a
nuile ni da raiḃ iona ċroiḋe aige.

32. Anois an ċuid oile do ġníoṁarṫaiḃ
Hesecíah, agus a maith, feuch atáid
sgriobṫa a bfís Isaiah an fáigh
mac Amos, agus a leabar Rioġ Iúdah
agus Israel.

33. Agus do ċoduil Hesecíah agá
aiṫriḃ, agus do aḋlaiceadar é annsa
túama dob onóraiġ ag macaiḃ Dháibi:
agus do rinne Iúdah uile, agus áitreaḃaiġ
Ierusalem onóir dó a nam a
báis: agus do rioġaḋ Manasseh a
mac iona áit.

## Caib. 33.


Do bí * Manasseh dá bliaḋain
* 2 Riogh.21. 1, &c. déug daóis a nuáir da tosuiġ
sé riġe, agus do bí na
Riġ cúig bliaḋna ar ċáogad
ann Ierusalem.

2. Agus do rinne sé an ni dob olc
a bfiaḋnuise an Tiġearna, cosṁuil re
* Deut.18.9 gráineaṁlaċt na ngeinteaḋ, noċ do *
ṫeilg an Tiġearna amach roiṁe ċloinn
Israel.

3. Oir do ċuir sé súas a ris na
háite árda, noċ do * bris Hesecíah
* 2 Riogh. 18.4. a aṫair síos, agus do ṫóg sé altóra
do Bhaalim, agus do rinne garráin;
agus do aḋair slúaġ niṁe uile, agus
do rinne serbhis dóiḃ.

4. Mar

4. Mar an ccéadna do rinne sé altóra a ttigh an Tighearna, dá ndubhairt an Tighearna,* an Ierusalem biaidh mainm go bráth.

Deut. 12. 11. 1 Righ. 8. 29. & 9. 3. 2 Cron. 6. 6. & 7. 16.

5. Agus do rinne sé altóra do shlúagh nimhe uile a ndá chúirt tighe an Tighearna.

6. Agus tug sé a chloinn dul trid an tteine a ngleann mic Hinnom: mar an ccéadna do ghéill sé daimsearaibh, agus drochghníomh draoidheacht, agus do ghnáthuigh piseoga, agus do bhíodh leannán sídhe aige, agus lucht fáistine: do rinne sé iomarcaidh uile a radharc an Tighearna dá chorrughadh chum feirge.

7. Agus do chuir sé íomháigh oibrighthe (an tiodhal do rinne sé féin) a ttigh Dé, dá ndubhairt Dia re Dáibhi, agus re Solamh a mhac; * ann sa tigh si, agus an Ierusalem, noch do thogh mé ós treabhaibh Israel uile, cuirfiod mise mainm go bráth.

Psal. 132. 14.

8. Ní mó áthrochas mé ní sa mó* cos Israel as a nionadsa, noch dórduigh mé dá bhur naithribh; achd go ttiubhraid-is da naire gach uile ní dar aithin mé dhíobh do dhéanamh, do réir an dlighe uile, agus na reachta, agus na nórduighthe re láimh Mhaoise.

2 Sam. 7.

9. Mar sin tug Manasseh ar Iudah agus ar inntinn Ierusalem dul a seachrán agus mos measa do dhéanamh náid na geinte, noch do sgrios an Tighearna roimhe chloinn Israel.

10. Agus do labhair an Tighearna re Manasseh agus re na daoinibh; achd níor bháill leó toradh do thabhairt air.

11. Uime sin tug an Tighearna orra caiptini sloigh Righ na Hassiria, noch do ghabh Manasseh a measc na ndroighean, agus do cheangail a manann cos é, agus do rug leó é don Bhabilóin.

12. Agus a nuair do bhí sé a bpriaidibh, do ghuidh sé cum a Thighearna Dia, agus duimhlidh sé é féin go mór a láthair Dé a aithreadh.

13. Agus do ghuidh sé chuige, agus do ghabh sé leis sin uadh, agus d'éist a ghearán, agus tug a ris go Hierusalem é dá rioghachd: ann sin do bhí a fhios ag Manasseh gur bé an Tighearna a Dhia.

14. Anois na dhiaigh so do chuir sé balla taob amuigh do chathraigh Dháibhi fán ccnoc shiar do Ghihon, ann sa ghleann, a fad go nuige poirse ghéata an éisc, agus tug timcheall Ophel é, agus do thóg suas é go ro árd, agus do chuir Captaoin cogaidh a ccathraigh daingne Iudah uile.

15. Agus do chuir na déé coimhtheacha asteach, agus an tiodhal as tigh an Tighearna, agus na huile altóra dar chuir sé suas a sliabh tighe an Tighearna agus a Nhierusalem, agus do theilg amach as an ccathraigh iad.

16. Agus do athnuadhaigh sé altóir an Tighearna; agus do iodhbhair sé orrála síothcána uirre, agus orduaigh sé do Iudah serbhis do dhéanamh don Tighearna Dia Israel.

17. Thairis sin do niodhbhradh na daoine iodhbhairt a ccomhnuidhe ann sna háitibh árda, gidheadh is dá Tighearna Dia amháin.

18. Anois an chuid oile do ghníomharthaibh Mhanasseh, agus a ghuidhe cum a Dhé, agus briathra na bhfaidhionach do labhair ris a nainm an Tighearna Dia Israel, féuch atáid sgríobhtha a leabhar Riogh Israel.

19. A ghuidhe mar an ccéadna, agus mar do aontuigh Dia dhó, agus a pheacaidh uile, agus a choir, agus na hionada ar chuir sé suas na háite árda, agus ar chuir suas garráin agus íomháighe greanta sul do humhluigh é, féuch, atáid sgríobhtha a measg ráitead na bhfaidhionach.

20. Ann sin do chodail Manasseh agá aithribh, agus do adhlaiceadar iona thigh féin é, agus do rioghaigh Ammon a mhac iona áit.

21. * Do bhí Ammon dá bliadhain agus fichid daois a nuair do thosuigh sé a righe, agus do bhí na Righ dá bliadhain an Ierusalem. 2 Riogh. 21. 19. &c.

22. Achd do rinne sé an ní fa holc a bhfiadhnuise an Tighearna, mar do rinne Manasseh a athair; óir diodhbhair Ammon do na uile íomháigh greanta noch

do riñe a athair Manasseh.
23. Agus níor umhluigh é féin a
láthair an Tighearna, mar dumhluigh Ma-
nasseh a athair é féin, acht do chiontuigh
Ammon níos mó, agus níos mó.
24. Agus dfealladar a mhuintir air,
agus do mharbhadar é iona thigh féin.
25. Acht do mharbhadar muintir na
tíre an drong uile do riñe a nfeall a
naghaidh an Righ Ammon, agus do
riñeadar daoine na tíre Righ do Iosiah
a mhac iona áit.

## CAIB. 34.

* 2 Riogh. 22. 1, &c.

DO bhí Iosiah * ocht mbliadhna
daois a nuáir do thosuigh
sé a righe, agus do bhí na
Righ bliadhain ar thríochad an
Ierusalem.
2. Agus do riñe sé an ni fa ceart
a radharc an Tighearna, agus do shiu-
bhail sé a slightibh Dháibhi a athar, a-
gus níor chláon don láimh dheis nó chlé.
3. Oir añsa nochtmhadh bliadhain dá
righe an fead do bhí sé fós óg, do
thosuigh Dia a athar Dháibhi diarruidh, a-
gus añsa dara bliadhain déag do thos-
uigh air * Iúdah agus Ierusalem do
ghlanadh ó na háitibh árda, agus ó
na garránuibh, agus ó na híomháighibh
greanta, agus ó na híomháightibh leagh-
tha.

* 1 Riogh. 13. 2.

* Lebhit. 26. 30.

4. * Agus do bhriseadar síos al-
tóra Bhaalim iona fhiadhnuise, agus
do ghearr sé síos na híomháighe do bhí go
hárd ós a cciond, agus do bhris na
mbloghuibh na híomháighe grábhálta, agus
leaghtha, agus do riñe sé luáithreadh
díobh, agus do leathnuigh é ar uáighibh
na druinge do riñe íodhbairt dóibh.
5. Agus do loisg sé cnáma na
sagart ar a naltóruibh, agus do ghlan
sé Iúdah agus Ierusalem.
6. Agus do riñe sé marsin a ccai-
threachaibh Mhanasseh, agus Ephraim,
agus Shimeoin, eadhon go nuige Naph-
tali le na matoguibh timchioll fa ccuáirt.
7. Agus a nuáir do bhris sé síos
na haltóra agus na garráin, agus
a nuáir do bhruigh sé na híomháighe
ar fead chríche Israel, dfill sé go Hie-
rusalem.
8. Anois añsa nochtmhadh bliadhain
déag dá righe, a nuair do ghlan sé an
tír agus an tigh, do chuir sé Saphan
mac Asaliah, agus Maaseiah riagh-
luightheóir na caithreach, agus Ioah
mac Ioahas an cuimhnightheóir, do
leasughadh thighe a Thighearna Dé.
9. Agus a nuair thangadar go Hil-
ciah an tárdsagart do sheachadar dó
an tairgiod tugadh go tigh an Tighear-
na, noch do chruinnigheadar na Lebhitigh
do choimhédadh na doirse, as láimh Mha-
nasseh, agus Ephraim, agus ar ṁ[illegible]
Dhisrael uile, agus do Iúdah, agus
do Bheniamin, agus dfilleadar go Hie-
rusalem.
10. Agus do chuireadar a láimh an
luchd oibre é, agá raibh uachdaránachas tighe
an Tighearna, agus thugadar é don
luchd oibre do sháothruigh a ttigh an
Tighearna do chur suas, agus do dheasu-
ghadh an tighe:
11. Eadhon don luchd ceirde, agus
do na sáoruibh thugadar é do cheannach
chloch snoighte, agus adhmuid chum cúp-
ladh, agus do chur thaobhán ar na tigh-
thibh, noch do sgriosadar Righthe Iú-
dah.
12. Agus do riñeadar na daoine a
nobair go firiñeach: agus isiad do
bhí ós a cciond, Iahat, agus Obadiah,
na Lebhitigh do chloinn Mherari; agus
Sechariah, agus Mesullam, do
mhacaibh na cCohatiteach, dá bhfostu-
ghadh ar a haghaidh: agus cuid
eile do na Lebhitibh a nuile dhuine agá
raibh eolus a cceol.
13. Mar an ccédna do bhádar ós
ciond luchd a iomchuir na nualach, agus an
luchd feithme ar a nuile dhuine do bhí ag
oibriughadh añsa nobair a seirbhis ar
bith,

biṫ, agus is do na Lebitiḃ do ḃádar
sgriḃneóiriġ, agus oifigiḋ, agus
doirseóiriġ.
14. Agus a nuair ṫugadar amaċ an
tairgiod do rugaḋ a steaċ go tiġ an Ti-
ġearna, fuair * Hilciah an sagart lea-
* 2 Riogh. 22. 8. &c. ḃar dliġe an Tiġearna tug Maóise
uaḋ.
15. Agus do ḟreagair Hilciah, agus
a duḃairt sé re Saphan an sgriḃneóir,
fuáir mé leaḃar an dliġe a ttiġ an Tiġ-
earna: agus tug Hilciah an leaḃar do
Shaphan.
16. Agus rug Saphan an leaḃar
gus an Riġ, agus ṫug freagra ċum an
riġ arís, gaċ aoinní dar ṫaoiḃ tú re
seirḃiseċaiḃ atáid dá ḋéanaṁ.
17. Agus do ċruinniġeadar a ccionn
a ċéile an tairgiod fríṫ a ttiġ an Ti-
ghearna, agus thugadar a láiṁ na
bfeiṫṁeóiriġ agus a láiṁ an lusa
oibre é.
18. Annsin dinnis Saphan an sgriḃ-
neóir don Riġ, dá ráḋ, tug Hilciah an
Sagart leaḃar ḋam: agus do léiġ Sa-
phan é a bfiaḋnuisi an Riġ.
19. Agus tárla a nuáir do ċúala
an Riġ briaṫra an dliġe, gur bris sé
a éadaċ.
20. Agus ḋfuágair an Riġ do Hil-
ciah, agus do Ahicam mac Saphan,
agus do Abdon mac Micah, agus do
Shaphan an Sgriḃneóir, agus do Asa-
iah seirḃiseċ an Riġ, dá ráḋ,
21. Eirgiḋe, agus fiafruiġiḋ don
Tiġearna ar mo sonsa agus ar son an
méid do fágbaḋ Disrael, agus do
Iúdah a ttaoiḃ briaṫar an leaḃair, noċ do
fríṫ: óir is mór fearg an Tiġearna noċ
do dóirteaḋ amaċ orrainn, do ḃriġ nár
coiṁéadadar ar naiṫre bri naiṫan an
Tiġearna, do ḋéanaṁ do réir a bfuil
sgriobṫa san leaḃarso.
22. Agus diṁṫiġ Hilciah, agus
an luċt dórduiġ an Riġ go Huldah an
banfáiġ, bean Shallum mic Ticbat mic
Harrah coiṁéadaiġ na néadaiġe, (is a
Nierusalem anna ċolaisde do ḃí si na
comnuiġe) agus do laḃradar ria ar
an modhsin.

23. Agus do ḟreagair sisi iad, is
marso a deir an Tiġearna Dia Israel,
innisiġh don ḋuine do ċuir chugamso
sibh,
24. Is marso a deir an Tiġearna,
féuċ do ḃéara mé olc ar a náitse, agus
ar a ḋáoiniḃ, eadhon a bfuil do ṁallaċtuiḃ
sgriobṫa san leaḃar, noċ do léiġeadar
a bfiaḋnuise Riġ Iúdah:
25. Do ḃriġ gur ṫréigeadar mé,
7 gur loisgeadar tuis do ḋéeiḃ oile,
le a ccuirfidis fearg orṁsa re huile
ṡáoṫar a láṁ; uimesin dóirtfiġṫear mo
ḋioġaltas amaċ ar a náitsi, agus ní
múċfuiġṫear í.
26. As ar son Riġ Iúdah, noċ do
ċuir sibsi ḋfiafruiġe don Tiġearna, is
marso a déaraói ris, is marso a deir
an Tiġearna Dia Israel, a ttáoiḃ na
mbriaṫar do ċúala tú,
27. Do ḃriġ go raiḃ tú soċroiḋeċ,
agus gur umluiġ tú tú féin a bfiaḋnui-
se Dé a nuáir do ċúala tú a ḃriaṫra
a naġaiḋ na háitesi, agus a naġaiḋ
a ḋáoine, agus gur isliġ tú tú féin
am laṫairsi, agus gur réub tú héadaċ,
agus gur ġuil tú am laṫair, do ċúala
misi tú mar an gcéadna, ar sa an Tiġ-
earna.
28. Féuch, cruinneoċaiḋ mé tú ċum
haiṫreaċaiḃ, agus adloċar ad uáiġe
tú maille re siotċáin, agus ní faic-
fiḋ do ṡúile a nuile olc do ḃéaras mé
ar a náitse, agus ar a háitreaḃaċaiḃ.
Marsin ṫugadar freagra a ris ċum
an Riġ.
29. * Annsin do ċuir an Riġ teaċta * 2 Riogh. 23. 1.
uaḋ, agus do ċruinnigh sé a ccionn a
ċéile sinsir Iúdah agus Ierusalem
uile.
30. Agus do ċuáiḋ an Riġ suas
go tigh an Tiġearna, agus fir Iúdah
uile, agus muintir Ierusalem, agus
na Sagairt, agus na Lebitigh, agus
an pobal uile mór agus beag, agus do
léiġ sé iona ccluásaiḃ briaṫra leaḃair an
ċunnarta uile, noċ do fríṫ a ttigh
an Tighearna.
31. Agus do sheas an Riġ iona áit,
agus do rinne sé cunnraḋ a laṫair an Ti-

ġerna, ſiubal a ndiaiġ an Tiġerna,
agus a aiṫenta do ċoimeád, agus a
fiadnuiseḋ, agus a reaċta, maille re
na uile ċroiḋe, agus re na uile anum,
do ċoimlionaḋ an ċunarta atá sgriob-
ṫa san leabharsa.
32. Agus tug sé ar an méid do bí
a laṫair an Ierusalem agus ar Bhenia-
min seasam ar sin: agus do rinedar
muintir Ierusalem do réir ċunarta Dé,
Dia a naiṫreaċ.
33. Agus do ċuir Iosiah an ccúl a
nuile ġráineamlas as na huile ċrioċaib do
ḃen re cloinn Israel, agus do ṫug ar an
méid do bí a laṫair Disrael fognaṁ,
edhon fognaṁ da Tiġerna Dia: agus
ar feaḋ a mbeaṫas an nior sgaradar re
leanmuin an Tiġerna Dia a naiṫreaċ.

## CAIB. 35.



* 2 Riegh. 23. 21, 22.

Tuilleam * eile fós, do ċoi-
meid Iosiah Cáisg don Ti-
ġerna an Ierusalem: agus
do marbadar an Cháisg
ar an ccethramaḋ * lá déug don ċedmi.

* Exod. 12. 6.

2. Agus do ċuir sé na sagairt iona
ccúramaib, agus tug misneaċ dóib
ċum seirbhise tiġe an Tiġerna.
3. Agus a dubairt sé ris na Lebitib do
teagaisg Israel uile, noch do bí náom-
ṫa don Tiġerna, Cuiriḋ a Náirc náomṫa
ansa tiġ noċ do riṅe Solam mac Dáibi
Righ Israel; ni biaiḋ na úalaċ ar bur
nguaillib: fognaiḋ a nois don Tighe-
rna bur Ndia, agus dá phobal Is-
rael.
4. Agus ullmuighiḋ sib féin do
réir tighe bur * naiṫreaċ do réir bur
ccúrsadh, mar do sgriobh Dáibi
Righ Israel, agus do réir sgribinn
a * mic Solam.
5. Agus seasaiḋ ansa náit náomṫa

* 1 Croin. 9. 10.
1 Croin. 23. & 24, & 25, 26.
* Caib. 8. 14.

do réir rona muinnter aiṫreaċ bur ndearb-
braiṫreaċ an pobal, agus do réir rona
muinnter na Lebiteaċ.
6. Marḃaiḋ an Cháisg, agus
náomṫaiḋ sib féin, agus ullmaiġiḋ bur
ndearbraiṫre, ċor go ndénaiḋ do réir
bréiṫre an Tiġerna tre láim Mháoi-
se.
7. Agus tug Iosiah don pobal do
na tréudaib uáin agus meannáin, iad
uile ċum orrála na Cásg, ar son a
raib a laṫair, go nuimhir triocad mile
agus tri mile dam: do máoin an Righ
féin iad so.
8. Agus tugadar na prionnsada go
toilṫeanaċ don pobal, do na sagartaib,
agus do na Lebitib: Hilciah agus Se-
chariah, agus Iehiel, úachtaráin tiġe
Dé, tugadar do na sagartaib ċum
orrála na Cásg dá mile, agus sé
céd [ do mionáirnéis ] agus tri céd
dam.
9. Thug Conaniah mar an ccéudna,
agus Semaiah, agus Netaneel a dear-
bráiṫre, agus Hassabiah, agus Ie-
hiel, agus Iosabad, ceann na Lebiteaċ,
do na Lebitib ċum orrálaċ na Cásg
cuig mile do mionáirnéis, agus cuig
céd dam.
10. Mar so do gléusaḋ an tseir-
bhis, agus do seasadar na sagairt iona
náitib, agus na Lebitiġ iona ccúr-
saib do réir aiṫne an Righ.
11. Agus do marbadar an Cháisg,
agus do ċroiṫeadar na sagairt [ a
nfuil ] re na lámaib, agus dfeanna-
dar na Lebitiġ iad.
12. Agus do áṫruigheadar na horrá-
la loisge, ċor go ttiubhraidis úata
do réir rona muintera an pobail, ċum
orrála don Tiġerna, mar atá sgriob-
ṫa a leabar Mháoise: agus is marsin
do rinedar ris na damaib.
13. Agus do * róstadar an Cháisg
le teine, do réir a nórduiġṫe: acht
do bruiṫeadar na horrála náomṫa uile
a bpotaib agus a ccoiririb, agus a
noiġnib, agus do roinneadar iad go
luáṫ eidir an bpobal uile.
14. Agus na diaiġ sin do ġleusa-
dar

dar ḋóiḃ féin agus do na sagartuiḃ:
do ḃríġ go rabadar na sagairt mic Aa-
ron a ttimċioll íoḋbarṫa na nofrálaḋ
loisge, agus an mḃéidiġ gus a noiḋ-
ċe; uime sin do ġléusadar na Lebitiġ
ḋóiḃ féin agus do na sagartuiḃ mic
Aaron.

15. Agus do ḃádar na caintuiriḋe
* 1 Croin. 25. 1. mic Asaph iona náit do réir * aiṫne
Dháibi, agus Asaph, agus Heman,
agus Ieduṫun féuċadóir an Riġ: agus
* 1 Croin. 9. 17. & 26. 14. na * doirséoiriġ [ ag feiṫeam ] ag gaċ
ngeata, níor ḃféidir leó a seirbis
dfágbáil; óir do ḃeirridis a ndear-
ḃráiṫre na Lebitiġ ḋóiḃ.

16. Mar sin do gléasaḋ seirbis an
Tiġearna uile an lá sin féin do ċoimeád na
Cáisg, agus dofráil íoḋbarṫa loisge
ar altóir an Tiġearna, do réir aiṫne
an Riġ Iosiah.

17. Agus do ċoiméid clann Israel
a raib a laṫair ḋíoḃ fan namsin an
Cháisg, agus fésta a narain gan loi-
bin seaċt lá.

18. Agus níor coiméadaḋ a leiṫeid
sin do Cháisg ann Israel ó aimsir Sha-
muel an fáiḋ, ní mó do ċoiméadadar
Ríġṫe Israel uile a leiṫeid dfésta,
mar do ċoiméd Iosiah, agus na sa-
gairt, agus na Lebitiġ, agus Iúdah
agus Israel uile do bí a laṫair, agus
áitreaḃaiġ Ierusalem.

19. Ann sa noċtmaḋ bliaḋain déag
do ríġe Iosiah do coiméadaḋ an Cháisg-
si.

* 2 Rígh. 23. 29. 20. * Na ḋiaiġ so uile a nuair do ġléus
Iosiah an teampall, táinic Necho Riġ
na Hégipte a níos do ċroid a naġaiḋ
Carchemis re taoḃ Euphrátes; agus
do ċuaiḋ Iosiah amaċ iona aġaiḋ.

21. Acht do ċuir seision teaċta
ċuige ga ráḋ, creud é mimṫeasa orm a
Riġ Iúdah? ní a taġaiḋ táinic mé san
losa, aċt a naġaiḋ an tiġe re bfuilim
a ccogaḋ: óir do aiṫin Dia ḋíom deiṫ-
bir do ḋénam: seaċainsi búain re Dia,
noċ atá liomsa, deagla so sgriosfaḋ
sé ṫú.

22. Then sin níor báill le Iosiah a
aġaiḋ dompóġ uaḋ, aċt do ċuir é féin

a naṫarraċ cróṫa, con go ttroiḋfeaḋ
ris, agus níor éist re briaṫraiḃ Ne-
cho ó béul Dé, agus táinic do ċroiḋ
a ngleann Megiddo.

23. Agus do ċaiṫeadar na soiġ-
ḋeóiriġ an Riġ Iosiah; agus a duḃairt
an Riġ re na seirḃiseaċuiḃ, beiriḋ
lib mé, óir atáim loitiġ go trom.

24. Uime sin do ṫógbadar a seirbi-
siġ as an ccarbad sin é, agus do
ċuireadar é ann sa dara carbad do bí
aige, agus tugadar go Ierusalem é,
agus déug sé, agus do hadlaiceaḋ é
a naon do ṫuamaiḃ a aiṫreaḋ: * agus do * Sechar. 12. 11.
bí cumaḋ ar Iúdah uile, agus ar Ieru-
salem um Iosiah.

25. Agus do bí doilġios ar Ieire-
miah tre Iosiah, agus do labradar
na fir ceóil uile agus na mná ceóil ar
Iosiah iona ccaointiḃ gus a niuġ,
agus do rinneadar órduġaḋ orra ann
Israel: agus féuċ atáid sgriobṫa
ann sna cumṫaiḃ.

26. Anois an ċuid oile do ġníomaiḃ
Iosiah, agus a mait do réir an
neiṫe do sgriobaḋ a ndliġeaḋ an Ti-
ġearna,

27. Agus a ġníoma tosaċ agus
deiġionaċ, féuċ atáid sgriobṫa a
leabar Riogh Israel agus Iúdah.

---

CAIB. 36.

ANn sin do ġlacadar * muintir * 2 Rígh. 23. 30.
na tíre Iehoahas mac Io-
siah, agus do rinneadar
Rígh dé a náit a aṫar ann
Ierusalem.

2. Do bí Iehoahas trí bliaḋna fiṫ-
ċiod ḋáois a nuair do ṫosaiġ sé a ríġe,
agus do bí na Rígh trí mí ann Ieru-
salem.

3. Agus do ċuir Riġ na Hégipte
síos

sios é añ Ierusalem, agus do dáor-
sé an tír a ccéd tallañ airgid, agus
a ttallañ óir.
4. Agus do riñe Riġ na Hégipte
Riġ dá dearbhráthair Eliacim ós cioñ Iú-
dah agus Ierusalem, agus do áṫruiġ
Iehoiacim dainm é. Agus do ghab
Necho Iehoahas a dearbhráthair, agus
rug don Négipt é.
5. Do bi Iehoiacim cúig bliadhna fiċ-
ċiod dáois a nuáir do tosuiġ sé a riġe,
agus do bi na Riġ aon bliadhain déug añ
Ierusalem: agus do riñe sé go holc
a radharc a Thiġerna Dé.
6. Tháinic Nebuchadnessar Riġ na
Babilóine súas na aġaidh, agus do
ċeangail a niarañ é dá breiṫ don
Bhabilóin.
7. *Agus rug Nebuchadnessar leis
do ṡoiṫiġib tiġe an Tiġerna don Bha-
bilóin, agus do ċuir iona ṫempall féin
san Bhabilóin iad.
8. Anois an ċuid oile do ġníomhaib
Iehoiacim, agus a ġráinemlaċta, noċ
do riñe sé, agus do friṫ añ, féuċ
atáid sgriobhta a lebar Riogh Israel
agus Iúdah: agus do rioġuiġ Ieho-
iachin a ṁac iona áit.
9. Do bi * Iehoiachin oċt mbliadhna
dáois a nuáir do ṫosuiġ a sé a ri-
ġe, agus do bi na Riġ tri ṁi agus
deiċ lá añ Ierusalem, agus do riñe
sé an ni dob olc a bfiadhnuise an Ti-
ghearna.
10. Agus a nuáir do caiṫeadh an
bliadhain, do ċuir an Riġ Nebuchad-
nessar teaċta uadh, agus rug don
Bhabilóin é maille re soiġṫiġib breáġa
ṫiġe an Tiġerna, agus do riñe sé
Riġ do Shedeciah a dearbhráthair ós
cioñ Iúdah agus Ierusalem.
11. Do bi * Sedeciah bliadhain agus
fiċe dáois a nuair do ṫosuiġ sé a
riġe, agus do bi na Riġ aon bliadhain
déug añ Ierusalem.
12. Agus do riñe sé an ni dob olc
a bfiadhnuise a Thiġerna Dé, agus
nior umhluiġ sé é féin a laṫair Ieremiah
an fáig ag labhairt ó béul Dé.
13. Agus do riñe sé fós ceannaigh a
a naġaidh Nebuchadnessar, noċ do
bean Dia mar ṁionnaib de: aċt do ruġn-
ioḋ seision a ṁuinéul, agus do ċrua-
ḋuiġ sé a ċroiḋe ó iompóġ ċum an
Tiġerna Dia Israel.
14. Tuilleaḋ oile fós, do ṗeaċ-
aiġeadar na hárdsagairt uile, agus an
pobal go romór, do réir uile ġráinem-
laċta na ngeinteaḋ, agus do ṫruáille-
adar tiġ an Tiġerna noċ do náomhuiġ
sé añ Ierusalem.
15. Agus do ċuir an * Tiġerna Dia a naiṫreaḋ sgéula ċuca re na teaċtairiġib
ag éirġe go moċ, agus agá ccur ar
siubal, do briġ go raib truaiġe aiġe
dá dáoinib agus da áit comhnuiḋe.
16. Acht do riñeadar magadh fa
teaċtaib Dé, agus do tarcuisnighe-
adar a briaṫra, agus do sgronóruigh-
eadar a ḟáighe, nó gur éirigh
ḟearg an Tighearna re na ṗobal, ionnus
naċ raib a bfóirithin añ.
17. Ar a naḋbharsin * ṫug sé orra
Righ na Caldea, noċ do ṁarb a
ndáoine óga leis an ccloiḋeaṁ a ttigh a
Sanctóra, agus ni raib trúaighe ai-
ge do dhuine óg, nó do ṁaighdin,
dfior foirfe nó don ti do crom le
háois: thug sé iona láumh uile
iad.
18. Agus uile ṡoighṫighe ṫighe
an Tighearna, mór agus beag, agus
ionnmus thighe an Tighearna, agus
ionnmus an Righ, agus a ṗrionnsaḋa:
rug sé iadsoin uile don Bhabilóin.
19. Agus do loisgeadar tigh
Dé, agus do brisgeadar sios balladha
Ierusalem, agus do loisgeadar a
ṗaláis uile lé teine, agus do mille-
adar a raibh do ṡhoithighibh maithe
añ.
20. Agus an ṁéid do imṫigh ón
ccloiḋeaṁ rug sé leis iad don Bhabi-
loin mar a rabadar na searbhfoġantaib
aigesion agus agá macaib, go righe
Righ na Persia:
21. Do ċoimlionaḋ bréiṫre an Ti-
ghearna a mbéul Ieremiah, nó go
ccomhuiġeaḋ an tír añ * Sáboidiġ: oir ar
fad do bi si huaigneaċ, do ċoiméid si
Sáboid

* 2 Riogh. 24. 13. Dan. 1. 1.
* 2 Riogh. 24. 8.
* 2 Riogh. 24. 18. 6. & Jer. 51. 1.
* Jer. 25. 3. & 35. 15.
* 2 Riogh. 25. 1.
* Levit. 26. 24.

Sáboid, do ċoimlionaḋ deiċ mbliaḋan agus tri fiċċid.

22. Anois aṁsa chéidbliaḋain do Chirus Righ na Persia, (ċor go ccoimliontaoi briatar an Tighearna do
* Jer. 25.12. labhraḋ re béul * Ieremiah) do
& 29.10. ċorruigh an Tighearna súas spiorad Chirus Righ na Persia, go ttug fuagra uaḋ ⁊ feḋ a rioghachta, agus do ċuir sin a sgribinn fós gha ráḋ,

23. Is marso a deir Cirus Righ na Persia; thug an Tighearna Dia nime uile rioghachta na talman daṁsa, agus do ċuir do ċúram orm tigh do ḋénam ḋó an Ierusalem, noċ atá an Iúdah, Cia tá bur measc da ḋaoinib uile? go raib a Thighearna Dia maille ris, agus imtigheaḋh sé suás.

# Leabhar [illegible]

## Caib. I.

ANois ansa chéadbhliadhain do
Chirus Righ na Persia
(chor go ccoimhlíontaoi
* 2 Croin. 36. 22. briathar an Tighearna * le
Jere. 25. 12. & 29. 10. béul Ieremiah) do chorruigh an Ti-
ghearna súas spiorad Chirus Righ na
Persia, go ttug fúagra ar feadh a
rioghachta, agus gur chuir fós a
sgríbhinn é, gha rádh,

2. Is marso a deir Cirus Righ na
* Isai. 44. 28. & 45. 13: Persia, * thug an Tighearna Dia nimhe
damhsa uile rioghachta na talman, agus
do chuir sé do chúram orm tigh do dhénamh
dhó an Ierusalem, noch atá an Iú-
dah.

3. Cia atá eadruibhse uile dá dhaoi-
nibh? bíodh a Dhia maille ris, agus im-
thigheadh sé súas go Ierusalem, noch
atá an Iúdah, agus cuireadh sé súas
tigh an Tighearna Dia Israel (isé sin
an Dia) noch atá an Ierusalem.

4. Agus gidh bé ar bith chomhnuigheas
a naonbhall mar a bhfuil sé air
cúairt, tugaidís daoine cungnamh
dhó a nairgiod agus a nór, agus
a maoin, agus a nainmhintibh táobh
amuigh do nofráil áontaoibh chum tighe
Dé atá an Ierusalem.

5. Ansin déirgheadar roighne aithreadh
Iúdah, agus Bheniamin na sagairt,
agus na Lebhitigh, mail-
le ris a nuile dhuine dar thóg Dia a
spiorad do dhul súas do dhénamh tighe an
Tighearna atá an Ierusalem.

6. Agus an méid do bhí gacha táobha
dhíobh, thugadar cungnamh dhóibh do shoithi-
ghibh, dairgiod, agus dór, agus do
mhaoin, agus dáirnéis, agus do
neithibh mórlúaigh, táobh amuigh
do nuile ní dar tiodhlaiceadh go toile-
mhail.

7. Mar an ccédna thug Cirus an
Righ amach soithighe tighe an Tighearna,
* noch thug Nebuchadnessar amach as * 2 Riogh. 24. 13.
Ierusalem, agus do chuir sé a ttigh a 2 Croin. 36. 7.
dhé:

8. Iad sin féin thug Cirus Righ na
Persia amach le láimh Mhithredat an
tresiner, agus do áirimh sé iad chum * * Feuch. Caib. 5. 14.
Sesbassar prionnsa Iúdah.

9. Agus isi so a nuimhir: triochad
mias óir, míle mias airgid, náoi
sgena fichiod,

10. Triochad báisin óir, báisinigh ai-
rgid don dara sórt ceithre céud agus
a deich, agus do shoithighibh oile
míle.

11. Na soithighe uile dóir agus dai-
rgiod bá cúig míle agus ceithre céud
iad: thug Sesbassar iadso uile leis
súas maille ris na braighdibh, noch
rugadh súas ón Bhabilóin go Hieru-
salem.

Ca.

# CAIB. 2.

* Nehe. 7. 6.&c. ANois * isiad so clañ na tíresin, do ċuaidh suas as an ndaoirsine, don luċd do rugadh inte, noċ rug Nebuchadnessar Rig na Babilóine leis don Bhabilóin, agus táinic a ris go Hierusalem agus Iúdah, gaċ uile dhuine dá ċaṫraiġ féin;

2. Noch táinic le Serubbabel; Iesua, Nehemiah, Saraiah, Reelaiah, Mordecai, Bilsan, Mispar, Bigbai, Rehum, Baanah. Uibhir dhaoine pobuil Israel.

3. Clañ Pharos, dá míle seaċtmoġad agus dias.

4. Clañ Shephatiah, trí ċéd seaċtmoġad agus dias.

5. Clañ Arah, seaċt ccéd seaċtmoġad agus cúigear.

* Nehe. 7. 11. 6. Clañ * Phahat-Moab, do ṡlioċt Iesua agus Ioab, dá míle oċt ccéd agus dá fear dhéag.

7. Clañ Elam, míle dá ċéd caogad agus ceaṫrar.

8. Clañ Shattu, naoi ccéd ceaṫraċad agus cúigear.

9. Clañ Shaccai, seaċt ccéd agus trí fiċid.

10. Clañ Bhani, sé ċéd ceaṫraċad agus dias.

11. Clañ Bhebai, sé ċéd fiċe agus triúr.

12. Clañ Asgad, míle dá ċéd fiċe agus dias.

13. Clañ Adonicam, sé ċéd trí fiċid agus seisior.

14. Clañ Bhigbai, dá míle caogad agus seisior.

15. Clañ Adin, ceiṫre ċéd caogad agus ceaṫrar.

16. Clañ Ater ó Hesechiah, nóċad agus a hoċt.

17. Clañ Bhesai, trí ċéd fiċe agus triúr.

18. Clañ Iórah, céd agus dá fear dhéug.

19. Clañ Hassum, dá ċéud agus triúr ar fiċit.

20. Clañ Ghibbar, nóċad agus cúigear.

21. Clañ Bhet-lehem, céud agus triúr ar fiċit.

22. Clañ Netophah, caogad agus seisear.

23. Fir Anotot, céd agus a hoċt fiċiot.

24. Clañ Asmabet, ceaṫraċad agus dias.

25. Clañ Chiriat-arim, Chephirah, agus Bheerot, seċt ccéd agus ceaṫraċad agus triúr.

26. Clañ Ramah agus Ghaba, sé ċéd agus a háon fiċiot.

27. Fir Mhichmas, céud agus dias ar fiċit.

28. Fir Bhet-el agus Ai, dá ċéud agus triúr ar fiċit.

29. Clañ Nebo, caogad agus dias.

30. Clañ Mhagbis, céd caogad agus seisear.

31. Clañ an Elam * oile, míle dhá ċéud caogad, agus ceaṫrar. * Fearsa 7.

32. Clañ Harim, trí ċéud agus fiċe.

33. Clañ Lod, Hadid, agus Ono, seċt ccéd fiċe agus cúigear.

34. Clañ Ierícho, trí ċéud ceaṫraċad agus cúigear.

35. Clañ Shenaah, trí míle sé ċéd agus trioċad.

36. Na sagairt: clañ * Iedaiah do tiġ Iesua, naói ccéd seaċtmoġad agus triúr. * 1 Croin. 24. 7.

37. Clañ * Immer míle caogad agus dias. * 1 Croin. 24. 14.

38. Clañ * Phassur, míle dá ċéd ceaṫraċad agus móirseisear. * 1 Croin. 9. 21.

39. Clañ * Harim, míle agus seaċt bfir dhéag. * 1 Croin. 24. 8.

40. Na Lebitiġ: clañ Iesua, agus Chadmiel, do ċloiñ Hodabiah, seaċtmoġad agus ceaṫrar.

41. An luċt ceóil: clañ Asaph,

cēd agus ochtar ar fithchit.

42. Clann na ndoirseóirighe, clann Shallum, clann Ater, clann Thalmon, clann Accub, clann Hatita, clann Shobai, iad uile cēd agus naonmhar ar thriochad.

43. Na Nethinim: clann Hasupha, clann Thabbaoth,

44. Clann Cheros, clann Shiaha, clann Phadon,

45. Clann Lebanah, clann Hagabbah, clann Accub,

46. Clann Hagab, clann Shalmai, clann Hanan,

47. Clann Ghiddel, clann Ghahar, clann Reaiah,

48. Clann Resin, clann Necoda, clann Ghassam.

49. Clann Ussa, clann Phaseah, clann Bhesai,

50. Clann Asnah, clann Mehunim, clann Nephusim,

51. Clann, Bhacbuc, clann Hacupah, clann Harhur,

52. Clann Bhaslut, clann Mehida, clann Harsa,

53. Clann Bharcos, clann Shisera, clann Thamah,

54. Clann Nesiah, clann Hatipha.

55. Clann serbhiseach Sholaimh: clann Shotai, clann Shophereth, clann Pheruda,

56. Clann Iaalah, clann Darcon, clann Ghiddel,

57. Clann Shephatiah, clann Hattil, clann Phohereth ó Shebaim, clann Ami.

58. Na * Nethinim uile, agus clann serbhiseach Sholaimh, do bhádar trí céad nócad agus dias.

* Jos. 9. 21. 27. 1 Cron. 9. 2.

59. Agus is iad so do chuáidh suas ó Thel-melah, Thel-harsa, Cherub, Addan, agus Immer: acht níor fhéadadar tigh a nathar dhíoshín, agus a ngeinealach, nar do Israel iad.

60. Clann * Delaiah, clann Thobiah, clann Necoda, sé céad caogad agus dias.

* 1 Regh. 9. 21.

61. Agus do chlannaibh na sagart; clann Habaiah, clann Choz, clann * Bharsillai [noch thug bean do chloinn Bharsillai an Gileaditech, agus do sloinneadh é do réir a nanma.]

* 2 Sam. 17. 27.

62. Diarradar so a sencus a measc cáich do háirmhedh le na ngeinealach, acht níor frith ann iad: uime sin do cuireadh ó sagartacht iad mar dhaoinibh truaillighe.

63. Agus a dubhairt fear ionaid an Righ riu, nach iosaidis do na neithibh ronaomhtha, nó go mbiadh aca sagart le * Húrim, agus le Tummim.

* Exod. 28.

64. Do bhádar an comhthionól uile a néinfheacht ceathracha ar dhá míle trí céud agus trí fichid,

65. Taobh amuigh dá serbhiseachaibh, agus dá cceilimbh, noch dá rabhadar seacht míle trí céud triochad agus a seacht: agus do bhí na measc dá céud dfearaibh agus do mhnáibh ceóil.

66. A neich do bá sé ccéad, triochad, agus a sé iad: dá céad ceathrachad, agus a cúig a muilidhe:

67. A ccámhuill, ceithre céud triochad agus a cúig: a nassail, sé míle seacht ccéud agus fiche.

68. Agus an tan tangadar cuid do na priomhaithribh go tigh an Tighearna, noch atá ann Ierusalem, ag ofráil go toilemhuil chum tighe Dé do chur suas iona áit féin:

69. Thugadar go *hionmhus na hoibre do réir a nacfuinne, trí fichid agus aonmhíle dramma óir, agus cúig míle punta airgid, agus céud culaidh shagart.

* 1 Cron. 26. 20.

70. Mar sin do áitigheadar na sagairt, agus na Lebhitigh, agus cuid don pobal, agus na fir ceóil, agus na doirseóirigh, agus na Nethinim iona ccaithreachaibh, agus Israel uile iona ccaithreachaibh.

CAIB.

# CAIB. 3.

AGus a nuáir ṫáinic an seċtmaḋ mí, agus do ḃádar clann Israel annsna caiṫreċaiḃ, do ċruinniġeadar an pobal iad féin a gcionn a ċéile amhuil aonduine go Hierusalem.

2. Annsin d'éirig Iessua mac Iosadac, agus a ḋearḃráiṫre na sagart, agus * Serubbabel mac * Sealtiel, agus a ḋearḃráiṫre, agus do ċumadar altóir Dé Israel d'ofráil ioḋbarta loisge uirre, mar atá * sgriobṫa a ndliġeaḋ Mhaoise óglaiċ Dé.

[* Mat. 1. 12. & Luc. 3. 27 * Mat. 1. 12. & Luc. 3. 27: * Deut: 12: 5:]

3. Agus do ṡuiḋeadar a naltóir ⁊ a fúlangaiḃ (óir do bí eagla orra do ḃríġ ḋaoine na ccríoċ sin) agus d'ofráladar ioḋbarta loisge uirre don Tiġearna, eadhon ofrála loisge maidne agus tráṫnóna.

4. Do ċumdaiġeadar mar an ccéadna féusta na ttabernaclaċ, * mar atá sgriobṫa, agus * d'ofráladar na hioḋbarta laeṫeaṁla maille re na nuiṁir, do réir an ġnáṫa, mar diarr oifig gach áonlaē.

[* Uibhr. 29. 12. * Exod: 23: 16:]

5. Agus na ḋiaiġsin d'ofráladar a nioḋbairt ġnáṫaċ loisge, na ngealach nuaḋ fós, agus na nuile féusta ciṁte an Tiġearna, noċ do coisreagaḋ, agus ó gaċ áon dar ofráil go toileaṁuil ioḋbairt áontoiġeaċ don Tiġearna.

6. On ccéd lá don tseaċtmaḋ mí do tionnsgnadar ofrála loisge don Tiġearna.

7. Thugadar fós airgiod do na sáoruiḃ cloiċe agus croinn; agus biaḋ, agus deoċ, agus ola do muinntir Shidon ⁊ Tior, do ṫabairt crann Sédair ó Lebanon go fairrge * Ioppa: do réir an ċeada fuaradar ó Chirus Riġ na Persia.

[* Gníomh, … 36:]

8. Anois annsa dara bliaḋain ar ttiaċt dóiḃ go tiġ Dé an Ierusalem: ⁊ an dara mí, do tosaiġ Serubbabel mac Sealtiel, agus Iessua mac Iosadac, agus an ċuid oile dá ndearḃráiṫriḃ na sagairt, agus na Lebitiġ, agus a nuile ḋuine dá ttáinic as a ndaoirsine go Hierusalem, agus d'órduiġeadar na Lebitiġ ó ḟiċid bliaḋain ḋaóis, agus ós a cionn do ċur oibre tiġe an Tiġearna ar a hagaiḋ.

9. Annsin do ṡeas Iessua súas gona ṁacaiḃ, agus gona ḋearḃráiṫriḃ, Cadmiel agus a mic, mic Iudah a bfoċair a ċéile do ḃrostuġaḋ an lucht oibre a ttiġ Dé: mic Henadad gona macaiḃ, agus gona ndearḃráiṫriḃ na Lebitiġ.

10. Agus a nuáir do ṡuiḋeadar na sáoir bunáit teampuil an Tiġearna, do ċuireadar na sagairt iona cculaiḋiḃ maille re stocaiḃ, agus na Lebitiġ mic Asaph maille re Cimbaluiḃ, do ṁolaḋ an Tiġearna do réir * órduiġ Dháibi Riġ Israel. * 1 Croin; 6: 31: & Caib: 16: 7: & 25: 1:

11. Agus do ċanadar le ċéile fa seaċ, ag molaḋ agus ag tabairt buiḋeaċuis don Tiġearna; do ḃríġ go bfuil sé maiṫ, agus go maireann a ṫrócaire D'Israel go bráṫ: agus do ġáireadar an pobal uile lē gáir móir a nuáir do ṁoladar an Tiġearna, do ḃríġ gur ṡuiḋeadar bunáit tiġe an Tiġearna.

12. Acht do ġuileadar ós áird mórán do na sagartuiḃ, agus do na Lebitiḃ, agus toġa na naiṫreaċ, do bí na ndaoiniḃ áosta, noċ do ċonnairc an ċéadtiġ; a nuair do suiḋeaḋ bunáit an tiġe so ós coiṁe a súl, do ġuileadar ós áird, agus do ġáir mórán lē luaṫġáir.

13. Ionnus nar ḟéadadar an pobal fuáim gáire ná luaṫġáire tar fuáim gola an pobail: óir do ġáireadar na daóine do ġuth árd, agus do clos a ngáir a ninician.

CAIB. 4.

ANois a nuair do ċualadar easgcáirde Iúdah agus Bheniamin go rabadar clann na ndaóirsineach ag cur teampuill súas don Tiġearna Dia Israel:

2. Ann sin tangadar go Serubbabel, agus go toga na naiṫreaḋ, agus a dubradar riu, léigiḋ dúinne congnam riḃ, óir iarramaoid bur Ndia mar iarrṫaóise; agus do nimid íoḋbairt dó, ó aimsir Esarhaddon Riġ Assur, noch tug annso a nios sinn.

3. Acht a dubairt Serubbabel, agus Iessua, agus an ċuid oile do toga aiṫreaḋ Israel riu, ní bfuil buáin agaiḃ rinne, as a ndénaḋ siḃ tiġ dar Ndia, acht sinn féin lé ċéile do ḋénam é don Tiġearna Dia Israel, mar do ḟuagair Cirus Riġ na Persia dúinn.

4. Annsin do laguiġeadar muintir na tíre láma pobail Iúdah, agus do ṫoirmiosgadar iad iona nobair.

5. Agus do ḟostóiġeadar comairliġ na naġaidh do bacaḋ a ttionnscanta ar feaḋ ságail Chirus Riġ na Persia, nó go ttáinic Dárius Riġ na Persia a riġe.

6. Agus a riġe Ahasuerus a ttosach a riġe do sgríobadar casaóid ċuige a naġaiḋ muintire Iúdah agus Ierusalem.

7. Agus a naimsir Artaxerxes do sgríob Bislam, Mitridat, Tabeel, agus an ċuid oile dá ccumpánaċaiḃ go Hartaxerxes Riġ na Persia: agus ansa teangaiḋ Shiriannaiġ [do bí] sgríbinn na litre sgríobṫa, agus do miniuġaḋ ansa teangaiḋ Shiriannaiġ í.

8. Do sgríob Rehum an saimseler, agus Simsai an sgríbneóir litir a naġaiḋ Ierusalem go Hartaxarxes an Riġ ar an modsa:

9. Annsin do sgríob Rehum an saimseler, agus Simsai an sgríbneóir, agus an ċuid oile dá ccompanacaiḃ na Dinaitiġ, agus na Hapharsatċitiġ, na Tarpelitiġ, na Hapharsitiġ, na Harċebitiġ, na Babilóniannaiġ, na Susanchitiġ, na Dehabitiġ, agus na Helamitiġ,

10. Agus an ċuid oile do na cineaḋaċaiḃ, noch tug Asnappar mór úasal a nall, agus do suiġidh a ccaiṫreaċaiḃ Shamária, agus an ċuid oile atá don taóibsi do nabainn, agus iona leiṫeidso daimsir.

11. Si so cóib na litreach do ċuireadar ċuige, eadon go Hartaxerxes an Riġ: do searbisiġ don taóibso don nabainn, agus iona leiṫeidso daimsir.

12. Bioḋ a ḟios ag an Riġ, na Iúduiġe táinic uáitsi a nios ċuguinne go ttangadar go Hierusalem, ag cur súas na droċċaiṫreach essurrumaiġ, agus gur ċuireadar a ballaḋa súas, agus gur ċengladar dá ċéile a bunáiṫe.

13. Bioḋ a ḟios a nois ag an Riġ, má cuirtear an ċaṫairsi súas, agus na ballaḋa do ċur súas a ris, ann sin nać diolfuid siad cáin, cíos nó custum: marsin laiġdeoċus tusa cíos na Rioġ.

14. Anois do bríġ go bfuil tuarusdal aguinne as palás an Riġ, agus nar biomċubaiḋ dúinn easonóir an Riġ ḋfaicsin: uime sin do ċuireamar uáinn, agus do ḋeimniġeamar so don Riġ.

15. Ionus go ndéantaoi cúarduġaḋ a leabar cuimniġteach haiṫreaḋ: marsin do ġeaba tú a leabar na cuimne, agus aiṫeonus tú gur caṫair ceannairceach an ċaṫairsi, agus dioġbalach do Riġṫiḃ, agus do ṫíorṫaiḃ, agus gur tógbadar ceannairc a sdiġ innte san tseanaimsir: ar son na cúise sin do sgriosaḋ an ċaṫairsi. *Agg. Zach.

16. Dearbamaoid don Riġ, má cuirtear an ċaṫairsi súas a ris, agus a ballaḋa do ċur súas, dá bríġ so nać

biáiḋ

bhiaidh cuid agad don taoibhsi do nabhuinn.

17. Do chuir an Righ freagra go Rehum an Saimseleir, agus go Simsai an sgribhneóir, agus gus an ccuid oile dá ccompanachaibh áitreabhus a Samária, agus chum na coda oile táobh thall do nabhuinn, síothcháin, agus iona leithéid sin damsir.

18. An litir do chuireabhair chugainn do léigheadh go soilléir am lathair i.

19. Agus dfuagradh misi, agus do rinneadh sgrúdadh, agus do frith go ndearnadh an chathairsi impeasan a naghaidh Riogh ansa tseanaimsir, agus go ndearnadh cogadh agus buaidhreadh innte.

20. Do bhádar Righthe cumachtacha mar an ccéadna ós cionn Israel, noch do riaghladh ós cionn a niomláin táobh thall dabhuinn, agus do híocadh cíos, cáin, agus custum riu.

21. Tugaidhsi a nois fuagra uáibh dá thabhairt ar an mhuintirsi cosc, agus gan an chathairsi do chur súas nó go ttugthar aithne uaimsi.

22. Tugaidh dá bhur naire a nois gan faillighe ris so do dhénamh: creud as a bhfásfadh díoghbháil do dhénamh dochar do na Righthibh?

23. A nois an tan do léigheadh cóib litreach Artaxerxes a bhfiadhnuise Rehum, agus Shimsai an sgribhneóir, agus a ccompánach, do chuadar súas go deifreach go Hierusalem chum na Iúdaigheadh, agus thugadar orra scur le neart agus le comhachtaibh.

24. Ansin do choisc obair tighe Dé, noch atá an Ierusalem. Amhlaidh sin do sguir gus an dara bliadhain do rioghe Darius Righ na Persia.

Cáib. 5.


Ansin do thairngiredar na fáighe * Haggai an fáigh, agus Sechariah mac Iddo, do na Iúdaighibh do bhi an Iúdah, agus an Ierusalem, a nainm Dé Israel, dóibh síon féin.

* Agg. 1. 1. Zach. 1. 1.

2. Ann sin déirigh Serubbabel mac Sealtiel, agus Ieshua mac Iosadac súas, agus do thionnsgnadar tigh Dé do chur súas noch atá an Ierusalem, agus fáighe Dé maille riu ag congnamh dóibh.

3. Fá nam sin féin tháinic Tatnai chuca uachtarán na taoibhesi a bhus do nabhuinn, agus Setar-bosnai, agus a ccompanaigh, agus a dubhradar marso riu, cia daithin dáoibhse an tighse do chur súas, agus an ballaso do dhénamh?

4. Ansin a dubhramairne riu ar an modhso, cá hainm an mhuintir do ni a nobairsi?

5. Acht do bhi súil a Dé ar sgenóiribh na Niúdaigheadh, go nar fhédadar tabhairt orra scur, nó go ttáinic an chúis go Dárius: agus ansin dfilleadar freagra le litir a ttáob na cúisesi.

6. Cóib na litreach do chuir Tatnai riaghlaitheóir don taoibhse do nabhuinn, agus Setar-bosnai, ⁊ a chompanaigh na hApharsachitigh noch do bhi ar an ttaoibhsi do nabhuinn go Dárius an Righ.

7. Do chuireadar litir chuige iona raibh sgriobhtha marso: go Dárius an Righ, a uile shíothcháin.

8. Bíodh a fhios ag an Righ go ndeachamair go cúigeadh Iudéah, go tigh an Dé móir, noch do rinneadh le clochaibh móra, agus do leagadh adhmad ar na balladhaibh, agus atá a nobairsi ag dul ar a haghaidh go lúath, agus atá si ag éirghe léo.

9. Ann sin dfiafruigheamairne do na sgenóiribh sin, agus a dubhramar riu marso, cia daithin dibhse an tigh se do dhénamh, ⁊ na balladhaso do chur súas?

10. Dfiafruigheamar a nanmanna mar an ccéadna da ninnisin dhuitse go sgriobhthamaois anmanna na ndáoine do bfearr dhíobh.

12. Agus is marso do fhreagradar sinn, ghá rádh, is sinne seirbhisigh Dé neimhe agus talman, agus atámaoid ag cur súas

súas an tighe do rinneadh mórán bliadan
ó sin, noc do rinne Rig mór Disráel,
* 1Riogh.6.1. * agus do chuir súas é.
12. Acht tar éis ar naithreadh do
bhrostughadh Dé neimhe chum feirge, tug
* 2 Riogh.24. 2. & 25: 8: sé a láimh * Nebuchadnesar Rig na
Babilóine an Caldéanach iad, noc do
sgrios an tighse, agus rug na daóine
leis don Bhabilóin.
* Caib: 1: 1: 13. Acht ansa chéidbhliadhain do *
Chirus Rig na Babilóine, tug an Rig
céadna sin Cirus fúagra an tighse
Dé do dhénamh.
14. Agus mar an ccéadna soithighe
óir agus airgid tighe Dé, noch rug
Nebuchadneser as an ttempall do
bhí an Ierusalem, agus rug iad go
tempall na Baibilóine, tug Cirus an
Rig iad sin amach as tempall na Ba-
bilóine, agus tugadh dáon iad dar
* Caib:1 7,8: & 6: 5: bainm * Sesbassar, dá ndérna sei-
sion úachtarán.
15. Agus a dubhairt sé ris, glac
na soithighe, imthigh, beir leat iad gus
an tempall atá an Ierusalem, agus
cuirthear tig Dé súas iona áit féin.
16. Ansin táinic an Sesbassar
sin, agus do suidhigh bunáit tighe Dé,
noc atá an Ierusalem: agus ó nam-
sin go nuige a nuasi atá sé agá chur
suas, agus ni bfuil sé criochnuighthe
fós.
17. A nois ar a nadhbharsin mas
toil leis an Rig é, déntar cuartu-
ghadh a ttig ionmhuis an Rig, noc a-
tá ansin san Bhabilóin dá féuchain
an marsin atá, go ttug an Rig
Cirus fúagra an tighse Dé do dhénamh
an Ierusalem; agus cuireadh an Righ
a thoil chugainne a ttaobh na cúisesi.

## CAIB. .6



Ansin do rinne Dárius an Rig
órdughadh, agus do rinneadh
sgrionadh a ttig na rolladh,
mar ar cuireadh na hionmhuis
a ttaisgid san Bhabilóin.
* 2. Agus do frith an Achmeta an-
sa bpálás atá a bprobhins na Mé-
des rolla agus cuimhne sgriobhtha an
marso.
3. Ansa chéidbhliadhain do Chirus
an Rig, do rinne an Rig Cirus céa-
nasin órdughadh a ttaobh tighe Dé an
Ierusalem: cuirthear an tig sin súas
a náit a ndéindis iodhbairt, agus cuir-
thar sios a bunáit go láidir: tri fich-
cid cubad na háirde, agus tri fichcid
cubad na leithead:
4. Maille re tri line do chlochaibh
móra, agus line do adhmad núadh, a-
gus tugthar a ccaithfighther leis as
tig an Rig.
5. Agus mar an ccéadna na soi-
thighe óir agus airgid tighe Dé, noch
tug Nebuchadnessar as an ttempall
atá an Ierusalem, agus tug leis don
Bhabilóin, aisigther iad, agus beirther
a ris iad don tempall atá an Ieru-
salem, gach aóinni iona áit féin, agus
suighid iad a ttig Dé.
6. Anois ar a nadhbharsin, a Thath-
nai a úachtaráin taobh thall dabhainn, a
Shethar-bosnai, agus do companaigh
na Hapharsachitigh, noc atá taobh
thall dabhainn, go madh fada sibhsi ó buain
ansó.
7. Léigid uáibh do obairsi tighe Dé,
cuireadh úachtarán na Niúduigheadh, agus
sinsir na Niúduigheadh tig Dé súas
iona áit féin.
8. Tuilleamh oile, orduighim an ni do
dhéntaoi re sinnsearaibh na Niúduigheadh do
chur súas an tighesi Dé: go ttug-
thar go lúath do maóin an Rig, eadhon
don chíos taobh thall dabhainn, ni re cai-
theamh ris na daóinibhsin, cor nach ttoir-
mioscthar iad.
9. Agus gach ni da mbia deasbhuidh
orra araon do bulógaibh óga, do reithi-
ghibh, agus duanaibh, chum offrálach loisge
Dé neimhe, agus cruithneacht, salann,
fion, agus ola do réir órduigh na sa-
gart atá an Ierusalem, tugthar dóibh
é, lá ar lá gan faillighe,
10. Chor go nofrálfid iodhbairt degh-
bholaidhec

bolaḋóg do Dhia neiṁe, agus go nguiḋ-
fid ar son ſláinte an Riġ agus a
ṁac.
11. Mar an gcéadna do rinne mé
órduġaḋ gidḃé ar biṫ áṫroċus an
focalsa, bentar adṁad ó na ṫiġ, a-
gus ar na ċur suas croċtar eisi-
on as, agus dentar cárnaóiliġ da
ṫiġ ar a sonsa.
12. Agus go sgriosuiġ an Dia
ṫug fa dear a ainm dáitiuġaḋ an-
sin na huile Riġṫe agus pobal ċuir-
fios a lám dáṫarrṫaḋ, agus do mil-
leḋ an tiġe-si Dé atá an Ierusa-
lem: misi Dárius do rinne an tordu-
ġaḋsa, coimlíontar é go luaṫ.
13. Ansin do rinne Tatnai uaċ-
tarán an taóibsi do nabhuinn, Setar-
bosnai, agus a ccompanuiġ, do réir
mar do ċuir Dárius an Riġ ċuca, do
rinneadar amluiḋ go luaṫ.
14. Agus do ċuireadar sinsir na
Niudaiġeḋ an tiġ suas, agus do
ċuadar ar a naġaiḋ do ḃríġ tairgire
Haggai an fáiġ, agus Shechariah mic
Iddo; agus do ċuireadar suas, agus
do ċríoċnuiġeadar é do réir aiṫne Dé
Israel, agus do réir aiṫne Chírus, a-
gus Dhárius, agus Artaxerxes Riġ
na Persia.
15. Agus do críoċnuiġeḋ an tiġse
ar an tres lá don mí Adar, noch
do bí an sa seiseḋ bliaḋain do riġe
Dhárius an Riġ.
16. Agus do congṁadar clann Is-
rael, agus na sagairt, agus na Le-
bitiġ, agus an ċuid oile do ċloinn na
daóirsine sollamain coisrigṫe an tiġ-
esi Dé maille re gáirdeaċus;
17. Agus dofráladar ag sollam-
ain coisrigṫe an tiġe-si Dé, céud bu-
lóg, dá ċéad reite, ceiṫre ċéad luban;
agus mar ofráil peacaiḋ an son Is-
rael uile, dá ġabar déag firionna, do
réir uiṁir treab Israel.
18. Agus do suiġeadar na sagairt
iona rannuiḃ, agus na Lebitiġ iona
seluiḃ ċum seirbisi Dé, noc atá an
Ierusalem, * mar atá scríobṫa a le-
bar Mhaóise.

* Uimh. 30. 8

19. Agus do coimeadadar clann na
daóirsine an Cháisg ar an cceaṫra-
maḋ lá déug don ċéidmí.
20. Oir do bádar na sagairt, agus
na Lebitiġ ar na nglanaḋ a naóinfeaċt,
do bádar glan uile, agus do ṁarba-
dar an Cháisg do ċloinn na daóir-
sine uile, agus dá ndearbráiṫriḃ na
sagairt, agus dóiḃ féin.
21. Agus a duadar clann Israel
an Cháisg, noċ táinic a ris as an
ndaoirsine, agus a uile duine dar
deluiġ iad féin ċuca ó salċar ġeinteḋ
na tíre, diarruiḋ an Tiġearna Dia Is-
rael.
22. Agus do ċongṁadar féusta
a naráin gan loibin seaċt lá maille
re gáirdeaċus; óir do rinne an Tiġear-
na sólasach iad, agus do iompóiġ
sé croiḋe Riġ na Hassiria leo, do
neartuġadh a lám do ḋenaṁ ṫiġe Dé
Dia Israel.

## CAIB. 7.

Anois tar éis na neiṫionsa,
a riġe Artaxerxes Riġ
na Persia, Esra mac Se-
raiah, mic Azariah, mic
Hilciah,
2. Mhic Sallum, mic Sádoc, mic
Ahitub,
3. Mhic Amariah, mic Azariah,
mic Meraioth,
4. Mhic Seraiah, mic Uzzi, mic
Bucci,
5. Mhic Abisua, mic Phinehas,
mic Eleazar, mic Aaron an tárdsa-
gart.
6. Do ċuaiḋ an Esra so suas
ón bhabilóin, agus do bí sé na scrí-
bneoir abuiḋ a ndligeḋ Mhaóise, noċ
tug an Tiġearna Dia Israel uaḋa:

agus daontuigh an Righ a iarratas
uile dó, do réir láime a Thighearna
Dé air.
7. Agus do chuaidh súas cuid do
chloinn Israel, agus dó na sagartuibh
agus do na Lebitib, agus do no can-
taireadhuibh, agus do na doirseóiribh,
agus do na Nethinimigh go Hierusa-
lem ar an seachtmadh bliadhain do Artax-
erxes an Righ.
8. Agus tháinic sé go Hierusa-
lem ar an ccuigeadh mí, noch do bi ann-
sa seachtmadh bliadhain don Righ.
9. Oir ar an ccéd lá don chéid
mhí do thionnsguin sé dul ón Bhabilóin
súas, agus ar an ccéd lá don chui-
geadh mí táinic sé go Hierusalem do
réir mar do bí láimh mhaith Dé air.
10. Oir dulluimhuigh Esra a chroidhe
diarruidh dlighe an Tighearna, agus dá
dhénamh, agus do theagasg reachta agus
breitheamhnus ann Israel.
11. Anois isi so cóib na litreach,
noch thug Artaxerxes an Righ do Esra
an sagart, an scribhneóir, eadhon scrib-
neóir briathar aitheantadh an Tighearna,
agus reachta Israel.
12. Artaxerxes Righ na Riogh chum
Esra an sagart scribhneóir dlighe Dé
neimhe, siothcháin iomlán, agus ann sa
namsin.
13. Do nim orduughadh, an mhéid do
phobal Israel, agus dá sagartuibh,
agus dá Lebitib ann mo rioghachtsa,
ar a bfuil fonn da ttoil aonta féin
dul súas go Hierusalem, go rachuid
suas leatsa.
14. An mhéid gur cuireadh ón Righ
thú, agus ó na * seacht ccomhairle-
chaib do cheastnughadh a ttáobh Iudah
agus Ierusalem, do réir dlighe do
Dhé noch atá ad láimhsi.
15. Agus an tairgiod, agus an
tór do breith leat, dofráil an Righ,
agus a chomhairligh ó thoil aontadh-
uigh do Dhia Israel, noch a bfuil a
chomhnuidhe ann Ierusalem,
16. Agus * a nuile airgiod, agus
ór is féidir leat dfaghail a bproibins
na Babilóine re offráil aontaduigh

* Ester. 1: 14.
* Caib. 8: 25.

an phobail, agus na sagart, ag
offráil go toileamhuil chum tighe a nDé,
noch atá ann Ierusalem.
17. Chor go cceinneochtá go luath
leis a nairgiodsa, bulóga, reitheadha, uain
maille re na nofrála bidh, agus a
nofrála dighe, agus iodhbhuir iad ar
altóir do Thighearna Dé, noch atá ann
Ierusalem.
18. Agus gidh bé ar bith ni as fearr
do chifidhthear duit féin, agus dot dhear-
bhraithribh, dhéanuidh ris an ccuid oile
do nairgiod agus do nór, déanuidh sin
do réir toile bhur nDé.
19. Na soithighe fós tugadh duit
chum seirbhise thighe do Dhé, secuidh iad a
latháir Dé Ierusalem.
20. Agus gidh bé ní oile bías dear-
bhuidh ar thigh do Dhé da mbia cúis agad
a chaitheamh, caith é as thigh ionmhuis an
Righ.
21. Agus misi, misi féin Artax-
erxes an Righ, do nim orduughadh ar
a nuile threisinér táobh thall dabhuinn,
gidh bé ar bith iarrfus Esra an sa-
gart scribhneóir dlighe Dé neimhe orruibh,
déantar é go luath;
22. Go céad tallann airgid, agus
go céad miosúr cruithneachta, agus
céad soitheach fiona, agus céud soitheach
ola, agus salann gan cur sios ca
méid.
23. Gidh bé ni do haithnigheadh lé
Dia neimhe, déantar go dúthrachtach é,
do thigh Dé neimhe; óir cred as a mbiath
fearg a naghaidh rioghachta an Righ, nó
a chloinne?
24. Mar an ccéadna deimhnighmid
daoibhse a ttáobh éanduine do na sa-
gartuibh, agus do na Lebitib, do na
cantairighib, do na doirseóiribh, do
na Nethinimigh, nó seirbhisigh tighe Dé,
nach budh dligheach cáin, dubhcios, nó
custum do chur orra.
25. Agus tusa, Esra, do réir
ghliocuis do Dhé, noch atá ad láimh-
si, cuir uachtaráin, agus breitheamhuin,
noch déanas breitheamhnus do nuile po-
bal atá taob thall do nabhuinn, an méid
agá bfuil fios dlighe do Dhése, agus
múinsi

muinnsi an méid dá nac fios é.

26. Agus gidh bé nac déna do réir dlighe do Dhé-se agus an Ríġ, déantar breitheamhnus air ball air, mas bás é; nó díbirt, nó caill a ṁaóine, nó príosúntas.

27. Go mab beannuighthe an Tighearna Día ar naithreadh, do ċuir a leithéid so a ccroidhe an Ríġ do sciamhadh tighe an Tighearna, noch atá an Ierusalem:

28. Agus do toirbhir trócaire dámsa a bfiadhnuisi an Ríġ, agus a chomhairlech, agus a láthair uile prionnsadh cumasach an Ríġ: agus do neartuigheadh misi mar do bí lámh mo Thighearna Día orum, agus do ċruinnigh mé as Israel daóine togtha do dhul suas liom.

---

## CAIB. 8.

IS iad so a nois priomhe a naithreadh, agus sé so genelach na druinge do ċuaidh liomsa súas ón Bhabilóin, a ríghe Artaxerxes an Ríġ.

2. Do macaibh Phinehas; Gersom: do macaibh Itamar; Daniel: do macaibh Dáibi; Hattus.

3. Do macaibh Shechaniah, do macaibh Pharos; Sechariah: agus do háirmheadh maille ris don ghenelach fearda, céud agus caogad.

4. Do macaibh Phahat-Moab: Elihoenai mac Seraiah, agus maille ris sin dá chéd firionnach.

5. Do macaibh Shechaniah; mac Iahasiel, agus maille ris sin trí chéd firionnach:

6. Agus do macaibh Adin mar an ccéadna; Ebed mac Ionatan, agus maille ris sin caogad firionnach:

7. Agus do macaibh Elam; Iessaiah, mac Ataliah, agus maille ris seachtmoghad firionnach.

8. Agus do macaibh Sephatiah; Sebadiah, mac Michael, agus maille ris ceithre fichid firionnach.

9. Do macaibh Ioab; Obadiah mac Iehiel, agus maille ris dá chéud agus ocht bfir déug.

10. Agus do macaibh Selomit; mac Iosiphiah, agus maille ris céd agus trí fichid firionnach.

11. Agus do macaibh Bebai; Sechariah mac Bebai, agus maille ris ochtar ar fichid firionnach.

12. Agus do macaibh Asgad; Iohaanan mac Haccatan, agus maille ris céd agus deichneabhar firionnach.

13. Agus do macaibh deighionacha Adonicam, ar biad so a nanmanna, Eliphelet, Iehiel, agus Semaiah, agus maille riú trí fichid firionnach.

14. Fós do macaibh Bigbai; Utai, ⁊ Sabbud, agus maille riú seachtmoghad firionnach.

15. Agus do ċruinnigh misi a ccionn a céile iad gus an abhainn ghluaisios go Hahaba, ⁊ dfanamar annsin a lóistinibh trí lá: agus do ṁeas mé an pobal, agus na Sagairt, agus ní bfúair mé éinneach do macaibh Lébi ann.

16. Ann sin do ċuir mé fios ar Eleásar, ar Ariel, ar Shemaiah, agus ar Elnátan, agus ar Iarib, agus Elnátan, agus ar Nátan, agus ar Shechariah, agus ar Mhessullam, daóine togtha; agus fós ar Ioiarib, ⁊ ar Elnatan, daóine tuigsionacha.

17. Agus do ċuir mé iad maille re haithne go Hiddo an ceann san ionad Casiphia, agus dinnis mé dóibh cred a dearfaidís re Hiddo, agus re na dearbhraithribh na Netinimigh annsa náit Casiphia, go ttugaidís leó chugainn seirbhisigh chum tighe ar nDé.

18. Agus, maille re láimh ṁaith ar nDé do beith linn, tugadar duine tuigsionach chugainn do macaibh Mahli, mic Lébi, mic Israel, agus Serebiah gona macaibh ⁊ a dearbhráithribh, ocht bfir déug;

19. Agus Hassabiah, agus maille ris Iessaiah do macaibh Merári, a dearbhráithre agus a mic sin, fiche fear.

*Feuch.2.43. 20. * Mar an gcedna do na Netinimib, noch do ordugh Dáibhi, agus na Prionnsadha a seirbhis na Lebitech, dá chéud agus fitche Netinimech, do foillsighedh iad uile le na nainm.

21. Annsin dfuágradh misi troscadh san náitsin ag an abhuinn Ahaba, go ccráidhfemis sinn féin a lathair ar Ndé, lé a niarrfamáois air shlighe dhírech dhúinn féin, agus dar naosóg, agus dár máoin uile.

22. Oir do bhi náire orum bhuidhen shaighdiúir 7 marcshluagh diarruidh air an Righ do chungnamh linn a naghaidh na námhad ansa tslighe; do bhrigh gur labhramar ris an Righ, dá rádh, atá lámh ar Ndé chum maithesa leis an méid iarrus é, acht bhi a chumacht agus a fherg a naghaidh gach dhuin dá ttréigionn é.

23. Marsin do throisgemar, agus do ghuidhemar ar Ndia uime so, agus déist sé rinn.

24. Annsin do chuir mé ar leith dá fher dhéag do thoga na Sagart; Serebiah, Hasabiah, agus deichnemar da ndearbhráithrib maille riu,

25. Agus do thomhuis mé chuca an tairgiod, agus an tór, agus na soithighe, eadhon offráil tighe ar Ndé, noch dofrail an Righ, agus a chomhairligh, agus a thighearnuidh, agus Israel uile, do bhi a lathair annsin.

26. Do thomhuis mé féin iona lámhuibh sé chéd agus caogad tallann airgid, agus céd tallann do shoithighibh airgid, agus céd tallann óir.

27. Mar an ccedna fitche báisin óir do [chomthromuidh] míle drama, agus dá shoithech dfionnumhaighe fineulta, morluáigh mar ór.

28. Agus a dubhart mé riu, atáthaoi náomhtha don Tighearna, atáid na soithighe mar an gcedna beannuighe, agus atá an tairgiod agus an tór na nofráil thoileamhuil don Tighearna Dia bhur naithreadh.

29. Dearcuidhsi faire, agus coimeudaidh iad, no go ccomthromuidh sibh iad a lathair chenn na sagart, agus na Lebitech, agus thoga aithreadh Israel ann Ierusalem, a seómradhuibh tighe an Tighearna.

30. Marsin do ghlacadar na Sagart comthrom a nairgid, agus a noir, agus na soithech, da ttabhairt go Hierusalem go tigh ar Ndé.

31. Ann sin do ghluaisemar ó shruth Ahaba air an dara lá dhéag don chéd mhí do dhul go Hierusalem; agus do bhi lámh ar Ndé maille rinn, agus do sáor sé sinn ó láimh na námhad, agus ón méid do bhi a lnidheachán orrainn ansa tslighe.

32. Agus thangamar go Hierusalem, agus dfanamar ann sin trí lá.

33. Anois air an cceathramhadh lá do comthromadh an tairgiod agus an tór, agus na soithighe a ttigh ar Ndé lé laimh Meremot mic Uriah an Sagart, agus do bhi maille ris Eleasar mac Phineas, agus maille riu sin do bhi Iosabad mac Iessua, agus Noadiah mac Binnui, Lebitigh:

34. Le huimhir agus le comthrom gach eineich: agus do scriobhadh an comthrom uile ansa namsin.

35. Mar an ccedna clann na muinntire rugadh ar siubhal uile, agus dfill ón dáoirsine, dofráladar iodbarta loisge do Dhia Israel, dá bulóig dhéug arson Israel uile, nóchad agus sé reithe, seachtmoghad agus seacht nuain, dá ghabhar dhéug firionna mar offráil pheacaidh: do bádar so uile na nofráil loisge don Tighearna.

36. Agus thugadar cumhasa an Righ do lieuteonontuibh an Righ, agus dúasaránuibh don taoibhse don tsruth, agus do chuidigheadar leis an bpobal, agus lé tigh Dé.

## CAIB. 9.

ANois a nuġ ro riñeḋ na neiċe-si, ṫangadar na Prionsaḋa ċugamsa ḋa ráḋ, nior ḋealaiġ pobal Israel, nó na Sagairt, nó na Lebitiġ iad féin ó ḋaoinib na ccrioċ, ag ḋenam do réir a ngráinemlaċ, eḋon na Ccananiteċ, na Hititeċ, na Bperisiteċ, na Iebusiteċ, na Nammoniteċ, na Moabiteċ, na Negipteċ, agus na Namoriteċ.

2. Oir ṫugadar a ningena ċuca féin, agus ċum a mac: ionnus gur ċumaisc an siol náomṫa iad féin ré ḋaoinib na ccrioċsin; agus fós lám na bprionnsaḋa agus na nuaċtarán do buḋ ceann ar a nuirċóidsi.

3. Agus a nuair do ċuala misi an nisi, do bris mé m'édaċ agus mfallainng, agus do ṫarraing mé gruag mo ċinn agus mféusóige, agus do suiḋ mé síos ar liṫiuġaḋ.

4. Ansin do ċruinniġ ċugam gach áon do ċrioṫnuiġ re breiṫir Dé Israel, ar son ċiontaḋ na muinntire rugaḋ ar siubal, agus do suiḋ mé go hanbuainteċ nó go ttainig iodbairt an tráṫnóna.

5. Agus ag iodbairt an tráṫnóna ḋeiriġ mé suas as mo ḋóbrón, agus iar mbriseadh méadaigh agus mfallainge ḋam do léig mé ar mo ġlúnnib mé, agus do leaṫnuiġ mé mo láma amaċ ċum mo Thiġerna Dé;

6. Agus a dubairt mé; ó mo Dhia, atá náire orum, agus do ḋeirg mé tré maguiḋ do ṫógbáil suas ċugadsa, mo Dhia: óir dfásadar ar bpeacaiḋ ós ar cceann, agus dfásadar ar ccionta suas go neamh.

7. O laeṫib ar naiṫreaḋ atámaoid a bpeacaḋ mór gus a niuġ, 7 ar son ar nolc do sceadaḋ sinn féin, ar Riġṫe, agus ar Sagairt a láim Riog na ccrioċ don ċloiḋeam, do ḋaoirsine, do ċreaċaḋ, agus do náire aighthe, mar atá a niuġ.

8. Agus a nois a mbeagáin aimsire do ṫaisbenaḋ grása ó ar TTiġerna Dia fuiġioll dfágbáil ḋinn do dul as, agus do ṫabairt táirrnge ḋuinn iona áit náomṫa, le bfoisceolaiḋ ar Ndia ar suile, agus aiṫbeoḋaḋ beag do ṫabairt orruinn as ar ndáoirsine.

9. Oir do bámairne ar ndáoirsineaċaib, giḋeaḋ nior ṫréig ar Ndia sinn ann ar ndáoirsine, aċt to ṫaisbéin sé trócaire ḋuinn a radarc Riog na Persia, do ṫabairt aiṫbeoġaḋ orruinn, do ċur tiġe ar Ndé suas, do leasuġaḋ a fásaiġ, agus do ṫabairt balla ḋuinn ann Iudah agus ann Ierusalem.

10. Agus a nois, ó ar Ndia, cred a déaram na diaiġ so? óir do ṫréigeamar haiṫeantasa,

11. Noċ ḋaiṫin tú réd seirbisiġ na fáiḋe ag ráḋ, * an fearann a bfuiltí ag dul dá sealbuġaḋ, atá sé na fearann neamġlan arson salċar ḋaoine na talman le na ngráinemlaċt, noċ do lion é ón ccorr go céile le na salċar.

* Exod. 23. 32. Deut. 7. 3.

12. Anois ar a nadbarsin ná tugaidse bur ningena dá macaib, agus ná gabaiḋ a ningena dá bur macaib, ná hiarraiḋ a siotċáin, nó a saiḋbrios go bráṫ: ċor go mbeiṫi laidir, agus go bfágaiḋe é na oiġreaċt ag bur ccloinn go bráṫ.

13. Agus tar eis a ttáinic orruinn fár ndroiċġniomaib, agus fár ccoir móir, ó pianaiḋ tusa sinn, ó ar Ndia, nior luġa ná mar do ṫuill ar bpeacaḋ, agus tug tú fuásglaḋ ḋuinn mar so:

14. Nar ċóir ḋuinn a ris haiṫeanta do brisḋeaḋ, agus iadaḋ a ccleamnus ré luċt na ngráinemlaċta? naċ beiṫeása feargaċ rinn, nó go sgriosta sinn, ionnus naċ biaḋ fuiġioll nó dul as?

15. O a Thiġerna Dia Israel, atá tú ceart, óir maroid sinn fós iar ndul as, mar atá a niuġ; féuċ a támaoid ad laṫair ann ar gcionntaib; óir ni féadmaoid seasam as do ċoinne dá bríġ so.

## CAIB. 10.

ANois an tan do ġuiḋ Esra, agus a nuair do aduim sé ag gul, agus dá ṫeilgion féin ar lár a bfiaḋnuise ṫiġe Dé, do ċruinniġ ċuige as Israel coiṁṫionól romór fear, agus ban, agus leanab; óir do ċaoiḋeadar an pobal go ro ġéar.

2. Agus do freagair Sechaniah mac Iehiel, aon do ṁacaib Elam, agus a dubairt re Hesra; do ċiontuiġeamar a naġaiḋ ar Ndé, agus ṫugamar mná coigcriċṫe, do ḋaoinib na talman: giḋeadh fós atá a nois dóigh ann Israel a ttaoib an neiṫe-si.

3. Anois ar a naḋbarsin déanam cunnraḋ re ar Ndia, na mná uile, agus an méid do rugadar do ċur uainn do réir coṁairle mo ṫiġearna, agus na méide ċriṫnuiġios re haiṫne ar Ndé, agus déantar é do réir an dliġe.

5. Annsin d'éiriġ Esra, agus ṫug mionna ar na hardsagartuiḃ, agus ar na Lebitiḃ, agus ar Israel uile go ndéanaidis do réir a nfocailsi: agus ṫugadar a mionna ris sin.

6. Annsin d'éiriġ Esra suas ó laṫair ṫiġe Dé, agus do ċuaiḋ sé go seomra Iohanan mic Eliasib: agus a nuair ṫáinic sé annsin nior iṫ sé arán, agus nior iḃ sé uisge: óir do ċaoi sé ar son sáruiġṫe na druinge, noċ rugadh ar siubal.

7. Agus ṫugadar fuagra ar fead Iúdah agus Ierusalem do ċloinn na daoirsine uile iad féin do ċruinniuġaḋ a ccionn a ċéile a Nierusalem.

8. Agus giḋ bé nach ttiucfaḋ fá ċeann trí lá do réir coṁairle na bprionnsaḋ agus na sinnsior, go ttóirgfiḋ a ṁaóin uile, agus go ndeileoċuiḋ é féin as coṁċruinniuġaḋ na druinge rugaḋ ar siubal.

9. Annsin do ċruinniġeadar fir Bhenniamin agus Iúdah iad féin a ccion a ċéile go Hierusalem, taob a stiġ do ṫri lá: do bi sin an naómaḋ mi, agus an fiċċeaḋ lá don ṁi, agus do ṡuiġ an pobal uile a sráid ṫiġe Dé, ar criṫ ar son na cuisesi, agus na fearṫanna móire.

10. Agus do ṡeas Esra an sagart suas, agus a dubairt riú, do ṗeacuiġeabair, agus ṫugabair mná coiṁiġṫeaċa do ṁéuduġaḋ peacuiḋ Israel.

11. Anois ar a naḋbarsin déanuiḋ faóisidin don Tiġearna Dia bur naiṫreaḋ, agus déanuiḋ a ṫoil, agus dealuiġiḋ sib féin re muintir na tíresi, agus ó na mnáib coiṁiġṫeaċa.

12. Ann sin do freagair an coiṁċruinniugaḋ uile, agus a dubradar do ġuṫ árd, mar a dubairt tusa, is marsin do déanaimne.

13. Aċṫ is ioṁḋa na daóine, agus is aimsir roḋoineanta í, agus ni ḟéudmaoid seasaṁ amuiġ, ni mó is obair láe no dá lá so: óir is ioṁḋa dinn do ċiontuiġ san nise.

14. Seasaidis anois ar nuaċtaráin an ċoiṁċruinniġ uile, agus tigeaḋ gacha a ttug mná coiṁiġṫeaċa dar ccaṫruiġ a naimsir ċinnte, agus sinnsir gaċ aon ċaiṫreaċ maille riu, agus a mbreiṫeaṁuin, nó go bfillṫear dibfeirg Dé fán ccás so uainn.

15. Do ċuireaḋ Ionatan mac Asahel, agus Iahasiah mac Ticbah aṁáin timċioll na cuisesi: agus Messullam, agus Sabbetai an Lebiteach ag cungnaṁ dóib.

16. Agus do rinneadar clann na daoirsine sin, agus Esra an sagart maille re cuid áiriġ do ṫoġa na naiṫreadh do réir ṫiġe a naiṫreadh, agus do dealuiġeaḋ uile iad tre na nanmanna, agus do ṡuiġeadar ar an ccéad lá don deaċmaḋ mi do sgrionaḋ na cuise.

17. Agus do ċrioċnuiġeadar re gaċ aonduine da ttug mná coiṁiġṫeaċa fán ccéad lá don ċéidmi.

18. Agus do friṫ a measg mac na sagart ṫug mná coiṁiġṫeaċa; eadhon

do

do ṁacaib Jessua ṁic Josadac, agus a dá ḋearbraitrib; Maaseiah, agus Eliezer, agus Jarib, agus Gedaliah.

19. Agus ṫugadar a láma go ccuirfidis a mná uaṫa: agus iar mbeiṫ cionṫaċ, dofráladar reiṫe don tréud ar son a bpeacaidh.

20. Agus do ṁacaib Immer; Hanáni, agus Sebadiah.

21. Agus do ṁacaib Harim; Maaseiah, Eliiah, agus Semaiah, agus Jehiel, agus Ussiah.

22. Agus do ṁacaib Passur: Elioenai, Maaseiah, Ismael, Netaneel, Josabad, agus Elasah.

23. Mar an ccéadna do na Lebitib: Josabad, agus Simei, agus Celaiah (sé sin féin Celita) Petahia, Iúdah, agus Eliezer.

24. Do na cantairighibh mar an ccéadna, Eliasib: agus do na doirseóiriġib; Sallum, agus Telem, agus Uri.

25. Tuilleadh fós, d'Israel: do ṁacaib Paros; Ramiah, agus Jesiah, agus Malchiah, agus Miamin, agus Eleasar, agus Malchiiah, agus Benaiah.

26. Agus do ṁacaib Elam; Mattaniah, agus Sechariah, agus Jehiel, agus Abdi, agus Jeremot, agus Eliah.

27. Agus do ṁacaib Sattu; Elioenai, Eliassib, Mattaniah, agus Jeremot, agus Sabad, agus Asisa.

28. Do ṁacaib Bebai fós: Jehohanan, Hananiah, Sabbai, agus Atlai.

29. Agus do ṁacaib Bani: Mesullam, Malluch, agus Adaiah, Jassub, agus Seal, agus Ramot.

30. Do ṁacaib Pahat-Moab; Adna, agus Chelal, Benaiah, Maaseiah, Mattaniah, Besaleel, agus Binnui, agus Manasseh.

31. Agus do ṁacaib, Harim: Eliezer, Issiiah, Malchiah, Semaiah, Simeon,

32. Beniamin, Malluch, Semariah.

33. Do ṁacaibh Hassum; Mattenai, Mattatah, Sabad, Eliphelet, Jeremai, Manasseh, agus Simei.

34. Do ṁacaibh Bani: Maadai, Amram, agus Uel,

35. Benaiah, Bedeiah, Chelluh,

36. Bhaniah, Merimot, Eliassib,

37. Mattaniah, Mattenai, agus Jaasau,

38. Agus Bani, agus Binnui, Simei,

39. Agus Selemiah, agus Natan, agus Adaiah,

40. Machnadebai, Sassai, Sarai,

41. Asareel, agus Selemiah, agus Semariah,

42. Sallum, Amariah, agus Ióseph.

43. Do ṁacaib Nebo; Jehiel, Mattitiah, Sabad, Sebina, Jadau, agus Joel, Benaiah.

44. Thugadar so uile mná coimiġṫeaċa: agus do bi mná ag cuid díob le a raib clann aca.

leab-

# Leabhar Nehemiah.

## CAIB. I.

Briatra Nehemiah; agus tárla a mí Chisleu, ansa bhfichiodmhadh bliadhain, mar do bhí mé a bpálás Shusan,

2. Go ttáinic Hanáni áon dom dearbhraithribh, é féin, agus daóine áiriġe do Iúdah, agus dfiafruiġ misi díobh do ṫaoibh na Niudhaiġeadh do ċuáidh as, noch do fágbhadh do na daoirsineaċaibh, agus a ttaobh Ierusalem.

3. Agus a dubhradar riom, an fuíġioll do fágbhadh do na braiġdibh ann sin ansa bproibhins atáid a mbuáidhreadh mhór, agus a mioċlú: do * bhriseadh fós balladha Ierusalem mar an gcéadna, agus do loisgeadh a ngeataidh le teine. * 2 Rígh. 25.10.

4. Agus tárla an tan do ċuala misi na briatharso, gur shuiḋ mé síos, agus gur ghuil mé, agus go ndéarna mé doilġios laéṫe áiriġe, agus gur ṫroisg mé, agus gur ġuiḋ mé a bfiadhnuise Dé neime.

5. Agus a dubhart mé, iarruim daċċuinġe ort, * a Thighearna Dia neimhe, an Dia mór uáṫbhásach, ċoiméadus cunnradh agus trócaire don mhéid ghrádhuigheas é, agus ċoiméadas a aiṫeanta: * Dan. 9. 4.

6. Bíodh do ċluas a nois furachair, agus do shúile fosgailte lé ccluinfe tú urnaiġ do sheirbhisigh, noċ do nim a nois ad fiadhnuisi, do ló agus doiḋċe ar son ċloinne Israel do sheirbhisigh, agus ag admháil peacaidh ċloinne Israel, noċ do pheacuighemar ad aghaidh: misi ar aon, agus tigh mathar do pheacuighemar.

7. Do rinneamar go ro ṫruáillighṫe ad aġaidhsi, agus níor ċoimhéadamar na haiṫeanta, náid na reachta, náid na breiṫeamhnus do aiṫin tú dot sheirbhiseaċ Mháoise.

8. Guidhim ṫú, cuimhniġ an focal do aiṫin tú dot sheirbhiseaċ Mháoise, ag rádh, * má ċiontuiġhe, sgáoilfe misi amach sibh ar feadh na ccríoċ: * Deut. 4. 25. &c.

9. Acht má fhilltighe ċugam, agus maiṫeanta do ċoimhéad, agus a * ndéanamh; dá mbeadh go tteilgfidhe amach cuid aguibh gus an ccuid is sía uáibh do neamh, tiobhradh do bhéara misi as sin iad, agus cuirfeoca mé iad don náit do ṫog mé do ċur manma ann. * Deut. 30. 4.

10. Anois is iadso do sheirbhisiġ, agus do phobal, noċ do sháor tú le do ċumas mhóir, agus le do láimh láidir.

11. O a Thiġearna, guidhim ṫú, bíodh do ċluas a nois gach do ġuiḋe do sheirbhisiġ, agus do ġuiḋe do sheirbhiseach ar a bfuil fonn eagla hanma do beiṫ orra: agus soirbhiġ dot sheirbhiseach a niugh, iarruim daċċuinġe ort, agus déonuiġ trócaire dó as coimhe an duinesi. Oir bá misi giolla-cupáin an Ríġ.

## CAIB. 2.

Agus tárla a mí Nisan, ansa bhfichiodmhadh bliadhain do Artaxerxes an Ríġ go raibh fíon da laṫair, agus do ṫóg misi an fíon, agus tug mé don

don Ríġ é: a noiṡ ni biṁsi roiṁesin
dubach iona ḟiaḋnuisi.
2. Uimesin a dubairt an Ríġ riom,
cred as a bfuil do ġnúis dúbach, ó
nach bfuil tú tinn? ni héinní so acht
doilġios croiḋe. Annsin do bí ro-eagla
orum.
3. Agus a dubairt mé ris an Ríġ,
go mairiḋ an Ríġ go bráth: cred as
nach biaḋ mo ġnúis dubach, a nuáir
go bfuil an ċaṫair, áit aḋlaicṫe maiṫ-
reaḋ, fássolum, agus a gcaḋa loisg-
ge le teine.
4. Annsin a dubairt an Ríġ riomsa,
cred é an ni atá tusa diarraidh?
mar sin do ġuiḋ misi ċum Dé neiṁe.
5. Agus a dubairt mé ris an Ríġ,
más toil ris an Ríġ, agus má fuair
do serbiseach fabar ad radarc, go mad
toil leis misi do ċur go Iúdah go
caṫraiġ aḋlaicte maiṫreaḋ; ionnus go
ccuirfe mé suas í.
6. Agus a dubairt an Ríġ riom
(an bainríoġain fós na suiḋe láim ris)
cred é fad na haimsire bias do ṫur-
us, agus cá huáir ḟillfios tú? mar-
sin bá toil ris an Ríġ, mo ċur ar
siubal, agus do riṅe mé uáir ċinnte
ris.
7. Agus ós a ċionn sin fós a du-
bairt mé ris an Ríġ, más toil ris an
Ríġ é, tugṫar litreaċa damsa ċum
na nuáċtarán taoḃ ṫall dabainn, misi
do ċur slán ṫairis nó go ttegaiḋ mé
go Iúdah;
8. Agus litir go Asaph coiṁéd-
aiġ forasoíse an Righ ċor go ttiub-
radh sé aḋmad dam, dá ndéna mé
postaḋa do ġeataiḃ an páláis, noċ
beanus ris an ttiġ, agus do balla
na caiṫreach, agus don tiġ iona raċa
mé a steach: agus dtonnaiġ an Ríġ
dam do réir láiṁe maiṫe Dé orum.
9. Annsin ṫáinic mé gus na huác-
taránaiḃ taoḃ ṫall dabainn, agus tug
mé litreaċa an Ríġ dóiḃ: (anois do
ċuir an Ríġ caiptine don tsluaġ, a-
gus marcsluáġ liom.)
10. A nuáir do ċualaiḋ Sanbal-
lat an Horonitech sin, agus To-
biah an searḃḟoġantaiġ Ammonitech,
do ġoill sé orra go hiomarcaċ, go
ttiucfaḋ duine diarraiḋ maiṫeasa ċloiṅe
Israel.
11. Mar sin ṫáinic misi go Hie-
rusalem, agus do bí mé annsin trí
lá.
12. Agus déiriġ mé san noiḋċe,
mé féin, agus beagán daoine liom, a-
gus níor innis mé dduine cred do
ċuir Dia ann mo ċroiḋe do ḋéanamh ann
Ierusalem: ni mó do bí ainmiḋ ar
biṫ am ḟoċair acṫ an tainmiḋ do bí
dom iomċar.
13. Agus do ċuáiḋ mé amach san
noiḋċe ag geata an ġleanna, gdon as
coiṅe tobair an dragúin, agus láim
ris an bport aoiliġ, agus do ṁeas
mé ballaḋa Ierusalem, noch do bris-
seaḋ sios, agus a gceaḋa do bí ar
an losgadh re teine.
14. Annsin do ċuáiḋ mé romam go
geata an tobair, agus go loċán an Ríġ:
acṫ ni raiḃ sliġe ar biṫ ag an mbei-
ṫeach do bí fúm a raċaḋ sé ṫairis.
15. Annsin do ċuáiḋ mé suas ann-
sa noiḋċe láim ris an tsruṫán, agus
do ṁeas mé an balla, agus dfill mé
tar mais, agus do ċuáiḋ mé a steach
a ngeata an ġleanna, agus marsin dfill
mé.
16. Agus ni raiḃ a ḟios ag na
huáċtaránaiḃ cáit a ndeaċa mé, nó
cred do riṅe mé, ni mó dinnis mé é
fós do na Iúdaiġiḃ, nó do na sa-
gartaiḃ, nó do na huáislibh, nó do
na riaġlaṫóiriḃ, nó don ċuid oile do
bí ag obair.
17. Ann sin a dubairt mé riu, do
ċiṫi a naindeis iona bfuilmid, mar atá
Ierusalem na fásach, agus a gceaḋa
loisge re teine: tigiḋ, cuiriom suas
balla Ierusalem, go nach biam níos
mó fá miomoḋ.
18. Annsin dfoillsiġ mé dóiḃ láim
mo Ḋhé, noch do bí liom go maiṫ, a-
gus briaṫra an Ríġ mar an ccéd-
na, mar do labair sé riom. Agus a
dubradarsan, éiriġiom, agus déanam a
nobair suas; marsin do neartuiġe-
dar

ḋar a láma ċum na hoibre maitesi.
19. Acht a nuair do ċualaiḋ Sanballat an Horonitech, agus Tobiah an seirbfoġantaiġ Ammonitech, agus Gessem an Tarábianach sin, do ġáireadar go tarcuisneċ fúinn, agus tugadar neimċion oruinn, agus a dubradar, cred é an ni si do niti? an racfaiḋ a gceannairc a naġaiḋ an Riġ?
20. Annsin do freagair misi iad, agus a dubairt mé riu, cuirfe Dia neime air an naġaiḋ sin; uimesin sinne a searbfoġantaiġ éireoċum, agus do ḋéanam obair: acht ni bfuil roinn, nó ceart, nó cuimniuġadh agaibsi ann Ierusalem.

---

## CAIB. 3.

ANN sin ḋéiriġ Eliasib an tárdsagart súas gon a ḋearbráiṫrib na sagart, agus do ċuireadar geata na ccáorach suas, do náomuiġeadar é, agus do ċuireadar comlaḋa ris; ó tor Meah air fad go tor * Hananeel do náomuiġeadar é.

* Iere. 31.38.

2. Agus a ngar dó sin do rinneadar muintir Iericho obair, agus láim riu sin do rinne Saccur mac Imri obair.
3. Acht do ċuireadar mic Hassenaah geata a néisc súas, agus do ċuireadar súas a ḋoirse, a ġlais, agus a barraḋa.
4. Agus láim riu sin do leasaiġ Meremot mac Uriah, mic Cos: agus láim riú sin do leasaiġ Messullam mac Berechiah mic Messesabeel: agus láim riu sin doibriġ Sadoc mac Baana.
5. Agus láim riu sin do leasaiġeadar na Tecoitig; acht níor ċuireadar a nuáisle a muinéil fa obair an Tiġearna.
6. Tuilleaḋ oile, do leasaiġ Iehoiada mac Paseah, agus Messullam mac Besodeiah an seingeata: do ċuireadar a saltaċa na sruḋe, agus do ċuireadar súas a ḋoirsi, a ġlais, agus a barraḋa.
7. Agus na ḋiáiġsin do leasaiġ Melatiah an Gibeoniteċ, agus Iadon an Meronotitech, muintir Ghibeon agus Mhispah, go caṫaóir rioġḋa a núasaráin don taóibsi do naburn.
8. Láim ris sin do leasaiġ Ussiel mac Harhaiah do na ceardaiḃ óir: láim ris sin mar an gcéadna do leasaiġ Hananiah, mac aóin do na potecairiḃ, agus do ḋaingniġeadar Ierusalem go nuige an balla leaṫan.
9. Agus láim ris sin do leasaiġ Rephaiah mac Hur, úaċtarán leiṫe Ierusalem.
10. Agus laim riu sin do leasuiġ Iedaiah mac Harumaph, eadon ṫall as coiñe a ṫige féin: agus láim ris sin do leasaiġ Hattus mac Hassabniah.
11. Do leasaiġ Malchiah mac Harim, agus Hassub mac Pahat-Moab an piosa oile, agus tor na sorn.
12. Agus láim ris sin do leasaiġ Sallum, mac Halohes, úaċtarán leit coda Dierusalem, é féin, agus a ingeana.
13. Do leasaiġ Hanum, agus áitreabaiġ Shanoah geata an gleanna; do ċuireadar suas é, agus do ṡuiḋeadar suas a ḋoirsi, a ġlais, agus a barraḋa, agus mile cubad air an mballa go nuige geata a naóiliġ.
14. Acht sé Malchiah mac Rechab úasarán coda do Bhet-haccerem, do ċuir geata a naóiliġ suas, do rinne sé é, agus do ċuir sé a ḋoirsi suas, agus a glais, agus a barraḋa.
15. Acht sé Sallum mac Colhoseh, úasarán coda do Mhispah, do rinne geata an tobair: do tóg sé é, agus do ċuir dion air, agus do ċuir a ḋoirse súas, a ġlais, agus a barraḋa, agus balla locáin * Shiloah láim re gáirdin an Riġ, agus go nuige na staigreaḋa téid sios ó ċaṫraiġ Dháibi.

* Eoin. 9.7.

16. Na

16. Na dhiaigh sin Nehemiah mac
Azbuc uachtarán leithchoda do Bheth-
sur, do leasaigh sé go nuige a náit thall
ar coimhe thuama Dháibhi, agus go
* 2 Riogh. 20. 20. nuige an locán do rinneadh, * agus go
tigh an chumhachtaigh.
17. Na dhiaigh sin do leasaigheadar
na Lebhitigh, Rehum mac Bani; na dhiaigh
sin do leasaigh Hassabiah, uachtarán
leithchoda do Cheilah, ann a chuid féin.
18. Na dhiaigh sin do leasaigheadar a
ndearbhráithre, Babai mac Henadad uach-
tarán leithchoda Ceilah.
19. Agus láimh ris do leasaigh E-
zer mac Iessua, uachtarán Mhispa
píosa oile thall ar coimhe dhula suas
go tigh na narm ar chasadh [an balla.]
20. Na dhiaigh sin do chuir Baruch
mac Sabbai an chuid oile suas go
dithchiollach ó chasadh an balla go do-
rus tighe Eliassib an tárdsagairt.
21. Na dhiaigh sin do rinne Meremot
mac Uriah, mic Cos, píosa oile ó
dhorus tighe Eliassib, ag fad go hÉdan
tighe Eliassib.
22. Agus na dhiaigh sin do leas-
aigheadar na sagairt, muinntir an réidhthigh.
23. Na dhiaigh sin do leasaigh Ben-
iamin agus Hassub thall ar coimhe a
ttighe féin: na dhiaigh sin do leasaigh
Azariah mac Maaseiah mic Ananiah,
láimh re na thigh féin.
24. Na dhiaigh sin do leasaigh Binnui
mac Henadad píosa oile, ó thigh Aza-
riah go casadh an balla, eadhon go
nuige an ccoirnéul.
25. [Do leasaigh] Palal mac Uzai
* Ier. 32. 2. thall ar coimhe chasta an balla, ⁊ an tur
2 Croin. 27. 3. atá amach ar coimhe tighe áird an Righ,
do bhi láimh ré * cúirt an phríosúin: na
dhiaighsin doibhrigh Pedaiah mac Paros.
26. Tuilleadh fós do áitreabhadar na
Netinimigh ann Ophel go nuige a
náit thall ar coimhe gheata an uisge,
leith soir, agus an tur théid amach.
27. Na dhiaigh sin do leasaigheadar na
Tecoitigh píosa oile, thall ar coimhe an
tuir móir atá amuigh, eadhon go nuige
...oin. 9. 7. balla Ophel.
28. Do chuireadar na sagairt suas
ó thimchioll gheata na neach, gach aoinduine
ar coimhe a thighe féin.
29. Na dhiaighsin do chuir Sadoc
mac Immer ar coimhe a tighe féin suas,
na dhiaigh sin do leasaigh Semaiah mac
Secaniah coimheádaigh an gheata soir.
30. Na dhiaighsin do leasaigh Hana-
niah agus Hanun an seiseadh mac
do Shalaph píosa oile: na dhiaighsin
do leasaigh Mesullam mac Berechi-
ah thall ar coimhe a sheomra.
31. Na dhiaighsin do leasaigh Mal-
chiah, mac an cheárda óir, go nuige
áit na Netinimeach, agus na ccean-
naigheadh thall ar coimhe an gheata Mi-
phcad, agus go dul suas an choirneil.
32. Agus eidir dul suas an choir-
néil go geata na ccaorach do chuireadar
na ceárda óir agus na ceannaighthe suas é.

---

## CAIB. 4.



Acht tárla a nuair do chua-
laidh Sanballat gur chuire-
mar an balla suas, do bhi
fearg air, agus do gabh ath-
maoltas mór é, agus do
bhi ag magadh air na Iudaighibh.
2. Agus do labhair a lathair a dhearbhráith-
reach, agus sluaigh Shamária, agus
a dubhairt; creud é so do nid na Iud-
aighe lagchuidisi? a ndéanaid daingion
dóibh féin? a ndéanaid iodhbairt? an
ccriochnochaid a náonló? a naithbheóchaid
na clocha as na carnaibh dearga atá
loisge?
3. Anois do bhi Tobiah an Tammo-
niteach na aice agus a dubhairt sé, an
saothar sin noch do chuireadar suas má
théid sionnach suas, brisfidh sé amh
sios a mballa cloiche.
4. Cluin so, ó ar Ndiane, óir atá-
maoid fá tharcuisne; agus iompóigh a
masla ar a ccean féin, agus tabhair na
ccreich iad a ttír na daóirsine.
5. Agus na ceil a nuilgceant, agus
ná scriostar amach a bpeacadh as

tfhiadhnuisi : óir do bhrostuigheadar
ċum feirge thú a láthair an luchd oib-
re.
6. Marsin do ċuireamar an balla
suas, agus do ceangladh an balla uile
dá ċéile go nuige a leath: óir do bhí
fonn oibre ar na daoinibh.
7. Acht tárla a nuair do ċualaidh
Sanballat, agus Tobiah, agus na
Harábianuigh, agus na Hammonitigh, a-
gus na Hasdoditigh gur cuireadh bal-
ladha Ierusalem suas, agus go rabha-
dar na bearnadha ar ti beith dúnta, ann-
sin do bhí fearg mhór orra.
8. Agus do ċomhairligheadar uile re
ċéile do theaċt suas, agus do throid
a naghaidh Ierusalem, agus a nobair
sin do toirmiosg.
9. Ar a sonsin do rinneamair ar
nguidhe ċum ar Ndé, agus do ċuireamar
faire re na naghaidh do ló agus doiḋċe
ar a neagla.
10. Agus a dubhairt Iúdah, do lag-
uigheadh neart luchd iomċair na nualach, a-
gus atá mórán truaillidh ann, ionnus nach
bfhéadmaoid an balla do dhéanamh.
11. Agus a dubhradar ar naimhde,
ni biaidh fios aca, agus ni faicfid siad
nó go ttigimne iona lár, agus go
marbham iad, agus go ttugam ar a
nobair cosc.
12. Agus tárla a nuair thanga-
dar na Iúduighe do bhí láimh riú na ccom-
nuighe go ndubhradar rinne deiċ nuaire:
as an uile ball as a niompoċtaói ċu-
gainne, [béid siad ar bur mhuin.]
13. Ar a nadhbharsin do ċuir misi
ar an ccuid dob ísle táobh siar don
balla, agus ar an ccuid dob áirde
fós do ċuir mé na daoine do réir a
muintire gun a ccloidhmibh, gun a ngáe-
thibh, agus gun a mboghaibh.
14. Agus dfhéach mé, agus déirigh
mé suas, agus a dubhairt mé ris na
huaislibh, agus ris na huachdaranaibh,
agus ris an ccuid oile don pobal,
ná huamhnaighthear sibh rompa súd; cuim-
nighidh an Tighearna atá mór uathbhá-
sach, agus troididh ar son bur ndear-
bhráithreach, bur mac, agus bur ninghean,
bur mban, agus bur ttighthe.
15. Agus tárla a nuair do ċua-
ladar ar naimhde go bfuaramaine sceula,
agus go ttug Dia a ccomhairlesion
a neimhni, gur filleamar uile ar an mbal-
la, gach aon duine ar a ċuid oibre féin.
16. Agus tárla ón nuairsin amaċ
gur oibrigheadar leath mo sheirbhiseaċ-
ansa nobair, agus an leath oile díobh do ċong-
mhadar na gáethe, na sciatha, agus na
boghaighe, agus na láma airm, agus do
bhádar na huachtaráin táobh siar uile do
thigh Iúdah.
17. An luchd do oibrigh ar an
mballa, agus luchd iomċair na nualaċ
maille ris an luchd do ċuireadh ualaighe
suas, do níodh gach áon díobh obair
leathláimhe, agus an leathlámh oile ag
congmháil airm.
18. Ar son na sáor, do bhíodh a ċloidh-
eamh tairis gach áonduine díobh air a tháobh,
agus é marsin ag dénamh oibre, agus
an té do buaileadh an stoc do bhí sé
am fochairse.
19. Agus a dubhairt misi ris na
huaislibh, agus ris na huachdaranaibh,
agus ris an ccuid oile don pobal,
as mór agus is leathan a nobair, agus
atámaoid dealuighthe air an mballa a bfad
ó ċéile gach áon againn.
20. Ar a nadhbharsin gidh bé áit
a ccluinfidhe fuaim an stuic, cruinnighidh
annsin ċugainn; troidfidh ar Ndia air
ar son.
21. Marsin do sháothruigheamar ann-
sa nobair, agus leath díobh ag iomċar na
ngáetheadh, ó eirghe na maidne go faic-
sin na réultan.
22. Mar an ccéadna san namsin
féin a dubhairt mé ris an bpobal, tuig-
idh gach áonduine, gon a óglaċ a stigh
ann Ierusalem, ar chor go mbéid na
ngárda againn san noiḋċe, agus go
noibrighid san ló.
23. Marsin níor ċuir misi no mó
dearbhráithre, nó mo sheirbhiseaċa, nó muin-
tir an ghárda, noċ do lean misi, ar néd-
aighe díon, acht a nuair do ċuireadh gaċ
áon de dá nighe.

C a-

# caib. 5.

Agus do bí gárṫa móra ag an bpobal, agus agá mnáib a naġaiḋ a ndearbráiṫreaċ na Iúduiġe.

2. Oir do bí cuid díob a dubhairt, atámaoidne sinn féin, ar mic, agus ar ninġeana iomadh; uime sin tógbamaoid arbar súas dóib, ċor go niṫeamaóis biaḋ, agus go mbéimis beó.

3. Do bí cuid oile mar an gcéadna a dubhairt, do ċuireamar ar bfearann a ngeall, ar bfíneamhuin, agus ar ttiġṫe, le ccéinneoċaimis arbar, do bríġ na gorta.

4. Do bí fós cuid oile a dubhairt, do ġabamar airgiod airligṫe ċum cíosa an Ríġ, agus sin air ar bfearannuibh, agus air ar bfíneamhnuib.

5. Giḋeaḋ anois is ionann ar bfeóil agus feóil ar ndearbráiṫreaċ, ar cclann mar a cclannsion: agus féuch do beirmid a seirbhis ar mic, agus ar ninġeana, dá mbeiṫ na seirbhḟóġantuib aca, agus cuid dar ninġeanuib an ndul a mbruid [ceana féin], agus ní bfuil air ar ccumasuib a bfuasgladh: óir atáid ar bfearuinn, agus ar bfíneamhna ag daóinib oile.

6. Agus do bí misi lán dfeirg a nuair do ċúala mé a ccomhrádh, agus na briaṫrasa.

7. Ansin do ċomhairliġ mé riom féin, agus tug mé imdeargadh do na huáislib, agus do na húaċtaránuib, agus adubhairt mé riu: coimhéadnaoiḋ gaċ aondhuine agaibh úsaireaċt air a dhearbraṫair: agus do ṡuiḋ mé oireaċtus mór na naġaiḋ.

8. Agus a dubhairt mé riu, sinne do réir ar ccumais dfúasglamar ar ndearbráiṫre, na Iúduiġe, noċ do reaca riu na geintib, agus an reacfaidhesi ceana bur ndearbráiṫre? nó an reacfuiġṫear rinne iad? Ansin do ṫostadar, 7 ni bfuaradar ní do freagóraidis.

9. Agus mar an ccéadna a dubhairt mé, ni maiṫ an ní do niṫi: naċ ar ċóir dibhse siubal a neagla ar Ndé, do bríġ masla na ngeinteadh ar námad?

10. Dfédfuinnsi fós, agus mo dhearbráiṫre, agus mo ṡeirbhisiġ, airgiod agus arbar, do ċoimhéadnuġaḋ uaṫa: guiḋim sib, léigiom diñ a núsaireaċtsa.

11. Guiḋim sib, aisigiḋ dóib a niuġ féin a bfearuinn, a bfíneamhna, a lubgoirt ola, agus a ttiġṫe, agus mar an ccéadna an céadmhadh cuid do nairgiod, agus do narbar, do nfion, agus do nola do beanabhair díob.

12. Ann sin a dubhradarsan, aiseogam, agus ní iarrfam éinni orra; mar a deir tusa is marsin do dhéanam: ansin do ġoir mé na sagairt, agus do bean mé mionna díobsan go ndéanaidis do réir na geallamhnasa.

13. Mar an ccéadna do ċroiṫ mé muċt, agus a dubhairt mé, go ccroiṫiḋ Dia marso amach as a tiġ, agus as a ṡaoṫar an té nach ccoimhéollus an gealladhsa, gu ma marso croiṫfiġ-ṫear amach, agus ḟoilmeoċtar é: agus a dubhairt an ċomhċruinniuġaḋ uile, Amen. agus do ṁoladar an Tiġearna. Agus do rinneadar na daóine do réir na geallamhnasa.

14. Os a ċionn sin ó nam ar hórduiġeaḋ misi do beiṫ am uaċtarán a bfearann Iúdah an bfiċċiodmhaḋ bliadain, gá nuige an dara bliadhuin déug ar fiċċiod do Artaxerxes an Ríġ, dá bliadhuin deag, níor iṫ mé féin nó mo dhearbráiṫre arán a núaċtaráin.

15. Acht na húaċtaráin do bí romham do bádar cosdasaċ don ṗobal, agus do ġlacadar arán, agus fíon uaṫa táob a muiġ do ċeaṫraċad Secel airgid; do bí fós agá seirbhiseaċaib riaġail ós cionn an pobail: aċt ní dearnnuiḋ misi marsin ar eagla Dé.

16. Dfan mé fós a nobair an balla so, níor ċeannċamar dúṫċe ar biṫ, agus do cruinniġeaḋ mo ṡeirbhisiġ uile ansin ċum na hoibre.

17. Tuilleamh fós do bí ar mo bórd

 céad,

cḟd. agus caogad do na Iúduiġiḃ,
agus do na húaċtaránuiḃ, táoḃ amuiġ
dá ttiġeaḋ ċuguinn as measc na ngein-
teaḋ atá ⁊ gac taoiḃ ḋinn.
18. Anois gaċ a ngléustaói ḋam-
sa go laeṫeaṁuil, buḋ aonḋam agus
sé caoiriġ toġṫa iad; mar an gcéa-
na do gléastaoi éunlaiṫ ḋam, agus
uair anns na deiċ lá mórán dá gach
sórt fíona: giḋeaḋ ar a son sin uile
níor iarr mé arán a nuaċtaráin, do
ḃriġ go raiḃ an daoirsine trom ar
an bpobal.
*Caib. 13.22. 19. * Smuáin orumsa, ó mo Ḋhia,
ċum maiṫeasa do réir a nuile ní dá
ndearna mé ar son an ṗobailsi.

## CAIB. 6.

ANois tárla a nuair do ċúa-
la Sanballat, agus Tobi-
ah, agus Gessem an Ta-
rábianaċ, agus an ċuid
oile dar naimdiḃ gur ċuir
misi an balla súas, agus nar fág-
baḋ bearna ar bit ann: giḋ nar ċuir mé
fa namsin doirrsi súas ann na gcṫaḋ-
luiḃ:
2. Gur ċuir Sanballat, agus Ges-
sem fios ċugam ga raḋ, tárra, teag-
baṁ re ċéile a mbaile éigin a réiteaċ
Ono: aċt do smaoileaḋarsan urċóid
do ḋéanaṁ ḋamsa.
3. Agus do ċuir misi teaċta cu-
casan, ga raḋ, atáim ag déanaṁ oibre
móire, ionnus ní ḟéaduim dul sios:
cred fá sguirfeaḋ an obair, an feaḋ
ḋfágḃuinnsi í, agus teaċt sios cugaiḃ-
si?
4. Giḋeaḋ do ċuireadar fios ċugam
ceiṫre huaire ann an modsa, agus do
freagair misi iad ar an ccor ccéana.
5. Ann sin do ċuir Sanballat a
ṡearḃḟoġantuiġ ċugam ann an moḋ ccéa-
na an cúigeaḋ huair le litir oscuilte
iona láiṁ,
6. Iona raiḃ scríoḃṫa, do hinnseaḋ
a measg na ngeinteaḋ, agus a deir
Gasmu é, go ḃfuil tusa agus na Iúduiġe
ar ti cogaiḋ do ḋéanaṁ: ann ċuis fa
ḃfuil tú ag déanaṁ an balla, ċor go
mbeiṫeá ad Ríġ orra do réir na mbria-
ṫarsa.
7. Agus do ordaiġ tú mar an gcéa-
na fáiḋe do seanmóir ort féin ann Ie-
rusalem, ga raḋ, atá Ríġ ann Iudah:
agus anois inneosṫar so don Ríġ do
réir na mbriaṫarso: tárr anois ar
a naoḃarsin, agus déanam comhairle re
ċéile.
8. Ann sin do ċuir misi sgéula
ċuige, ga raḋ, ní ḋearnadh éinní don
tsórt sin a deir tú, aċt tusa dá
ccuma as do ċroiḋe féin.
9. Agus do ċuireadar uile eagla orr-
uinn, ga raḋ, laigeoċtar a láma ón o-
bair, ċor nach ndéantar í. Anois ar a
naoḃarsin (ó a Ḋhia) neartuiġ mo
láma.
10. Na ḋiaiġ sin ṫáinic mé go
tiġ Shemaiah mic Delaiah, mic Nehe-
tabel, noch do hiaḋaḋ a stiġ; agus
a duḃairt seision, tionóilam, teagmamois
dá ċéile a ttiġ Dé, a stiġ san teaṁ-
pall, agus druideam doirrsi an teaṁ-
puill; óir tiucfaid siad dot ṁarḃaḋ;
anns a noiḋċe a sead tiucfaid siad dot
ṁarḃaḋ.
11. Agus a duḃairt misi, an tteiċ-
feaḋ duine mar misi? agus cia hé
do beiṫ mar misi do raċaḋ don teaṁ-
pall do ḋíden a anma? ní raċa mi-
si a steaċ.
12. Agus ċeana do aiṫin mé naċ é
Dia do ċuir uaḋa é, acht gur foillsiġ
sé an targaireaċt am aġaiḋ: óir ḋfos-
tóiġ Tobiah agus Sanballat é.
13 As ionnus do luaċruiġeaḋ é, do
ċum eagla orumsa, agus sin do ḋéanaṁ,
agus peacuġaḋ, agus go ḃfuiġedis
cuis droċtuarascḃála le maisleoċtai-
dis mé.
14. O mó Ḋhia, smuáinsi ar Tho-
biah

Biah agus ar Shanballat do réir a
noibreċa, agus ar an mbanfáiḋ Noa-
diṡ, agus ar an ccuid oile dona fáiḋiḃ,
ler mian egla do ċur orumsa.

15. Marsin do crioċnuiġeḋ an bal-
la annsa ccúigeḋ lá fiċċiod [don mi]
Elul, a ndá lá ar ċaogad.

16. Agus tárla a nuáir do ċúa-
laiḋ ar naimde uile sin, agus na huile
ġeinte do bí ar gaċ taoḃ diñ, a nuáir
do ċoncadar na neiṫesi, do cuireḋ
síos go mór iad iona súilib féin: óir
do ṫuigedar gurob ó ar Ndiaine do
rinneḋ a nobarsi.

17. Tuillem oile, do ċuiredar uáis-
le Iúdah annsna laeṫib sin mórán lit-
rech go Tobiah, agus do ṫigdis lit-
reċa Thobiah ċucasan.

18. Óir do bí mórán ann Iúdah tug
mionna dó, do bríġ gur ċliamuin é do
Sheċaniah mac Arah, agus tug a
mac Iohanan ingen Mheshullam mic
Berechiah.

19. Dinnsedar fós a ngníoma maiṫe
am laṫairsi, agus dinnsedis mo briat-
rasa dó, agus do ċuir Tobiah litreċa
uada do ċur egla orumsa.

## CAIB. 7.

ANois tárla a nuáir do bí an
balla déanta, agus do ċuir
misi na doirsi súas, agus
na doirseóiriġ, agus an
luċt ceóil, agus na Lebitiġ orduiġṫe:

2. Go ttug mé dom derbraṫair
Hanáni, agus do Hananiah uaṫaráin
an palais, cúram ós cionn Ierusalem:
(óir do bí sé na duine fírinnech, agus
egla Dé air ós cionn mórán.)

3. Agus a dubairt mé riu, ná hos-
caltar geaṫa Ierusalem nó go ttéi-
giḋ an grian; agus an feḋ ṡeasfiḋ
siadsan do leṫtaoib, druididis na
doirse, agus cuiridis barraḋa orra,
agus órduiġiḋ luċt faire do áitreḃa-
ċaib Ierusalem, gaċ énduine iona áit
faire, agus gaċ áonduine do beiṫ as
cuinne a tiġe féin.

4. Anois do bí an ċaṫair fairsing mór,
agus beagán daóine inte, agus níor
cuireḋ na tiġṫe súas.

5. Agus do ċuir mo Dhiasa ann mo
ċroiḋe na huáisle do ċruinniuġaḋ a
gcionn a ċéile, agus na huaṫaráin,
agus an pobal, ċor go náireomṫaoi
iad le na nginelach: agus fuáir
mé leabar ginealaiġ na méide táinig a
níos a ccéd uáir, agus fuáir mé scriob-
ṫa ann sin.

6. * Asiadso clann an proibinse *Ezra. 2. 1. &c.
do ċuáiḋ súas as a ndaóirsine don
luċt rugaḋ ar siubal, agus noch
rug Nebuchadnessar Riġ na Babi-
loine ar siubal, agus tangadar a
ris go Hierusalem, agus go Iúdah
gaċ áon da ċaṫraiġ féin,

7. Noċ táinic le Serubbabel: Ies-
sua, Nehemiah, Asariah, Raamiah,
Nahamani, Mordecai, Bilsan, Mispe-
ret, Bigbai, Nehum, Baanah; do bí
so uibir daóine pobail Israel.

8. Clann Pharos, dá míle céud a-
gus seċtmoḋad agus diás.

9. Clann Shephatiah, trí céd seas-
mogad agus diás.

10. Clann Arah sé céud caogad
agus diás.

11. Clann Phahat-Moab do ċloinn
Iessua, agus Ioab, dá míle agus
oċt ccéud agus a hoċ déug.

12. Clann Elam, míle dá ċéud cáo-
gad agus ceaṫar.

13. Clann Shattu, oċt ccéud ceaṫ-
raċad agus cúigear.

14. Clann Shaccai seaċt ccéud a-
gus trí fiċċid.

15. Clann Bhinnui, sé ċéud ceaṫra-
ċad agus oċtar.

16. Clann Bhebai, sé ċéad fiċċe
agus oċtar.

17. Clann Asgad, dá míle trí ċéud
fiċċe agus diás.

18. Clann Adonicam, sé ċéud trí
fiċċid agus móirseisear.

19. Clann Bhigbai, dá míle trí fiċċid
agus móirseisior. 20. Clann

20. Clañ Adin, sé céud caogad agus cúigear.

21. Clañ Ater ó Hesechiah, nócad agus ochtar.

22. Clañ Hassum, trí céad fichce agus ochtar.

23. Clañ Bhesai, trí céud fichce agus ceathrar.

24. Clañ Hariph, céud agus dá ḟer déag.

25. Clañ Ghibeon nócad agus cúigear.

26. Fir Bhethlehem agus Netóphah, céud ceithre fichcid agus ochtar.

27. Fir Anatot, céud fichce agus ochtar.

28. Fir Bhet-Asmabet, ceathrachad agus dias.

29. Fir Chiriat-iarim, Chephira, agus Bheerot, seacht ccéad ceathrachad agus triur.

30. Fir Ramah, agus Gheba, sé céud fichce agus aon.

31. Fir Mhichmas, céud fichce agus dias.

32. Fir Bhetel agus Ai, céud fichce agus triur.

33. Fir Nebo oile, caogad agus cúigear.

* Feuch, ver. 12.

34. Clañ an * Elam oile, mile dá céud caogad agus ceathrar.

35. Clañ Harim, trí céud agus fichce.

36. Clañ Ierico, trí céud ceathrachad agus cúigear.

37. Clañ Lod, Hádid, agus Ono, seacht ccéad fichce agus aon.

38. Clañ Shenaah, trí mile naói ccéud agus tríochad.

* 1 Croin. 27. 7.

39. Na sagairt clañ * Iedaia, ó thigh Iessua, naói ccéud seachtmogad agus triur.

40. Clañ Immer, mile caogad agus dias.

41. Clañ Phassur, mile dá céad ceathrachad agus móirseisior.

42. Clañ Harim, mile agus seacht bfir déag.

43. Na Lebitigh: clañ Iessua, ó Chadmiel, agus do cloinn Hodebah, seachtmogad agus ceathrar.

44. Na cantairigh: clañ Asaph, céad ceathrachad agus ochtar.

45. Na doirseóirigh clañ Shallum, clañ Ater, clañ Thalmon, clañ Accub, clañ Hatita, clañ Shobai, céad tríochad agus ochtar,

46. Na Netinimigh: clañ Shiha, clañ Hasupha, clañ Thabaot,

47. Clañ Cheros, clañ Shia, clañ Phadon,

48. Clañ Lebana, clañ Hagaba, clañ Shalmai,

49. Clañ Hanan, clañ Ghiddel, clañ Ghahar,

50. Clañ Reaiah, clañ Resin, clañ Necoda,

51. Clañ Ghassam, clañ Ussa, clañ Phaseh,

52. Clañ Bhesai, clañ Meunim, clañ Nephissesim,

53. Clañ Bhaccuc, clañ Hacupha, clañ Harhur,

54. Clañ Bhaslit, clañ Mehida, clañ Harsa,

56. Clañ Nesiah, clañ Hatipha,

55. Clañ Bharcos, clañ Shisera, clañ Thamah.

57. Clañ seirbiseach Sholaimh, clañ Shotai, clañ Shopheret, clañ Pherida,

58. Clañ Iaala, clañ Darcin, clañ Ghiddel,

59. Clañ Shephatiah, clañ Hattil, clañ Phocheret ó Shebaim, clañ Ammon.

60. Na Netinimigh uile, agus clañ seirbiseach Sholaimh, do budh trí céud nócad 7 dias,

61. * Agus dob iadso an mhéid mar an ccéadna do chuaidh suas ó Thelmelah, Thelharessa, Cherub, Addon, agus Immer: acht níor ḟéadadar tigh a nathar dinisin, nó a siol, an do Israel iad. * Ezra 2. 59.

62. Clañ Delaiah, clañ Thobiah, clañ Necoda, sé céad ceathrachad 7 dias.

63. Agus do na sagartaibh: clañ Habaiah, clañ Chos, clañ Bharzillai, noch thug ingen do Bharzillai an Gileaditeach na mnaói, agus do goireadh iad do réir a nanma.

64. Diarradarso a seanchus a measg

na

na muintire do háirmeagh tré na ngine-
lach, acht ni frith é: uime sin mar
dáoine cáidheacha do cuireadh ón tsagart-
ċas iad.

65. Agus a dubhairt an Tirsata riú,
nach iosaidis do na neithib ro náomhtha
nó go néirgheadh sagart suas lé Hu-
rim agus le Tummim.

66. An coimhthionól uile go hi-
omlán budh ceathracha agus dá mhile
trí chéd agus tri fichid.

67. Taobh amuigh da nóglachaib, a-
gus da mbanóglachaib, da raib seacht
mile trí chéd triochad agus móirsei-
sior: agus do bhí dá chéad ceathra-
chad agus a cúig dfearaibh ceóil, agus
do mnáib ceóil aca.

68. A neich seacht ccéd triochad agus
a sé: a mbuillidhe, dá chéd ceathrachad a-
gus a cúig.

69. A gcámhuil, ceithre chéud trío-
chad agus a cúig: sé mile seacht ccéud
agus fiche assal.

70. Agus tug cuid do thogha na
naithreadh chum na hoibre: tug an Tir-
sata chum a nionmhuis, mile drama oir,
caogad báisin, cúig agus tríochad
culaidh sagairt.

71. Agus tugadar cuid do thogha
na naithreadh chum stóir na hoibre fiche
mile drama óir, agus dá mhile agus
dá chéd punta airgid.

72. Agus isé méid tug an chuid oile
don pobal uatha, fiche mile drama óir, a-
gus dá mhile punta airgid, agus tri
fichid agus seacht cculaidheacha sagart.

73. Mar sin do áitigheadar na sa-
gairt, na lebitigh, agus na doirrseóirigh,
agus an táos ceóil, agus cuid don
pobal, agus na Netinimigh, agus Is-
rael uile iona ccaithreachaibh; agus a
nuáir táinic an seachtmadh mi, do bhádar
clann Israel iona ccaithreachaibh.

## CAIB. 8.



Agus do chruinnigh an pobal iad
féin a bfochair a chéile amhuil
áondhuine ansa tsráid do bhí
ar coimhe geata a nuisge, *
agus do labhradar re Hes-
ra an sgribhneóir do thabhairt lebhair dli-
ghe Mhaoise leis, noch do aithin an Tig-
hearna do Israel.

* Esra. 3. 1. & 9, 6.

2. Agus tug Esra an sagart an
dligheadh ar coimhe an choimhthionóil fear
agus ban; an méid lear bféidir a chlos
maille re tuigsin, ar an ccéd lá don
seachtmadh mi.

3. Agus do léigh sé ann, a bfiadhnui-
si na sráide do bhí ar coimhe geata a nuis-
ge, ó maidin go meadhon laói a lathair na
bfear, agus na mban, agus na méide
dféud a tuigsin, agus do bhádar cluá-
sa an pobail uile aigeach ar lebhar an
dlighe.

4. Agus do sheas Esra an sgrib-
neóir ar chrannghaile do rinneadar dón-
toisc dó sin, agus re na tháobh do
sheas Mattithiah, agus Sema, agus U-
riah, agus Hilciah, agus Maaseiah
ar a láimh deis; agus ar a láimh chlé
Pedaiah, agus Misael, agus Mal-
chiah, agus Hassum, agus Hasbada-
na, agus Sechariah, agus Mesul-
lam.

5. Agus dfoscuil Esra an lebhar
a radharc an pobuil uile (óir do bhí sé
ós cionn an pobail uile) agus a nuáir
dfoscuil sé é, do sheasadar an pobal
uile suas.

6. Agus do bheannuigh Esra an Tig-
hearna an Dia mór: agus do fhreagair an
pobal uile, Amen, Amen, ag tógbháil
a lámh suas: agus do cromadar a
ccinn, agus do adhradar an Tighearna
le na naighthib chum na talman.

7. Mar an ccéadna tug Iessua, a-
gus Bani, agus Sherebiah, Iamin, Ac-
cub, Sabbetai, Hodiah, Maaseiah, Ce-
lita,

lita, Azariah, Iozabad, Hanan, Pelaiah, agus na Lebitigh, ar an bpobal an dligheadh do thuigsin: agus do sheasadar na daoine iona náit.

8 Marsin do léighedar ansa leabhar dlighe Dé go soilléir, agus tugadar a chiall uatha, agus tugadar orra an leighteóireacht do thuigsin.

9. Agus Nehemiah, noch as é an an Tirsata, agus Esra an sagart an scribhneóir, agus na Lebitigh do theagairc an pobal, a dubhradar ris an bpobal uile, atá an lá a niugh naomhtha don Tighearna bhur Ndia, ná déanaidh doilghios nó gul: óir do ghuil an pobal uile a nuáir do chualadar briathra an dlighe.

10. Ann sin a dubhairt sé riu, imthighidh romhaibh, ithidh an méathus, agus ibhidh an milsi, agus cuiridh roinn chum na druinge dá nar hullmhuigheadh éinni: óir atá an lá so naomhtha dar TTighearna: narab mó bias doilghios oraibh, óir is é gáirdeachus an Tighearna bhur neart.

11. Marsin do choisgeadar na Lebitigh an pobal uile, gha rádh, bithi bhur ttost, óir atá an lá naomhtha, agus ná bithi dóbhrónach.

12. Agus dimthigheadar an pobal uile rompa dithe agus dól, agus do chur rónna uatha, agus do dhéanamh sóláis móir, do bhrigh gur thuigeadar na briathra do foillsigheadh dóibh.

13. Agus ar an dara lá do chruinnigh a bhfochair a chéile toga na naithreach, na sagairt, agus na Lebitigh go Hesra an scribhneóir, gidhon do thuigsin briathar an dlighe.

14. Agus fuaradar scriobhtha ansa dligheadh, noch do aithin an Tighearna tré Mhaoise, go ndéindis clann Israel comhnuighe * a mbothaibh a bhféasta an seachtmhadh mí.

15. Agus go bfoillseochaidis, agus go bfuáigeochaidis iona ccaithreachaibh, agus an Ierusalem, dá rádh, éirghidhe amach fán tsliabh, ⁊ tugaidh lib craobha do chrann ola, agus géaga pinciroin, agus craobha Mirtil, agus craobha pailme, agus beangáin do chrannaibh tiugha, do dhéanamh botha, mar atá scriobhtha.

16. Marsin do chuáidh an pobal amach, agus tugadar leo iad, agus do rinneadar botha dóibh féin, gach aon ar mullach a thighe féin, agus iona ccúirtibh, agus a ccúirtibh tighe Dé, agus a sráid gheata a nuisge, agus a sráid gheata Ephraim.

17. Agus do rinneadar an comhchruinniughadh uile an méid táinic a ris as a ndaoirsine díobh botha, agus do shuigheadar faói na bothaibh: ó laéthibh Iesua mic Nun go nuige an lásin ni dhearnadar clann Israel marsin: agus do bhi rogháirdeachus mór ansin.

18. Marsin lá ar lá ón cceadlá go nuige an lá deighionach do léigh sé a leabhar dlighe Dé: agus do choimhéadar an féasta seacht lá, agus ar a nochtmhadh lá do bhi oireachtus sóllamonta do réir an ghnátha.

---

# CAIB. 9.



Nois ansa * cheathramhadh lá fichiod don mhi do chruinnigheadar clann Israel do throscadh maille re saiceádaibh, agus cré orra.

2. Agus do dhealaigh sliocht Israel iad féin ó gach uile choimhightheach, agus do sheasadar, agus do admhadar a bpeacaidh, agus cionta a naithreach.

3. Agus do sheasadar suas iona náit, agus do léigheadar a leabhar dlighe a Tighearna Dia an ceathramhadh cuid don ló, agus an ceathramhadh cuid oile ag admháil a bpeacadh, agus do adhradar a Tighearna Dia.

4. Ansin do sheasadar suas ar staighreadhaibh na Lebiteach Iessua, agus Bani, Cadmiel, Sebaniah, Bunni, Serebiah, Bani, agus Chenani, agus do éigheadar do ghuth árd ar a Tighearna Dia.

5. Ann-

* Levit. 23. 24. Deut. 16. 13.

*G… & 17 · *G… · *Ge… & 1… 17. · *Exo… & 14. · Cath. 1. 3 · *Exod. 9. 10, … 14. · *Exod 14 · Exod 15.1… · Exod. 13.

5. Annsin a dubhradar na Lebitigh, Jessua, agus Cadmiel, Bani, Harabniah, Serebiah, Hodiah, Sebaniah, agus Petahiah, seasuiḋ suas, agus beannuiġiḋ bhur dTigearna Dia ó ṡáoġal na sáoġal, agus go maḋ beannuiġ hainm glórmhar (a Dhé) noċ atá ar nárduġaḋ ós cionn gach uile beannuiġṫe agus molta.

6. Tusa, eadhon tusa amháin, is Tigearna ann, * is tú do rinne neamh, flaiṫeas na bhflaiṫeas maille re na sluaġ uile, an talamh agus na huile neiṫe dá bhfuil ann, na fairrgeaḋa agus a nuile ni dá bhfuil ionta, agus cumhduiġiḋ tusa iad uile, agus adhruiḋ sluaġ nimhe tú.

*Gen. 1. 1.

7. Is tú an Tigearna Dia, noch do ṫoġ * Abram, agus ṫug amaċ é as Ur na Ccaildeánach, agus ṫug Abraham dainm air:

*Gen. 11. 31. & 12: 1. & 17. 5.

8. Agus fuair tú a ċroiḋe * firinneach ad fiaḋnuise, agus do rinne tú * cunnraḋh ris, dúṫċe na Ccanaanitech, agus na Hittitech, agus na Namoritech, agus na bPerisitech, agus na Iebusitech, agus na Girgasitech do ṫabhairt dá ṡíol, agus do ċomhuill tú do bhriaṫra: óir atá tú firinnta:

*Gen. 15. 6.
*Gen. 12. 7. & 15. 18. & 17. 8.

9. * Agus do ċonnairc tú pian ar naiṫreaḋ san Négipt, agus do ċúala tú a néigeam ag an muir ruáiḋ:

*Exod. 3. 7. & 14. 10.

10. Agus do ṫaisbéin tú * comharṫaḋa, agus iongantaḋ ar Pharao, agus ar a mhuintir uile, agus ar ḋáoinibh a ṫíre uile: óir do bhí a ḟios agad go ndearnadar go huaibhreaċ na naġaiḋ: fuair tú mar sin ainm duit féin, mar atá a niuġ.

*Exod. 7, 8, 9, 10, 11. & 14.

11. * Agus do roinn tú a nfairrge rompa, ionnus go ndeaċadar tré meaḋon na fairrge ar ṫalamh tirim, ⁊ gur ṫeilg tú lucht a bfoirneartmhara annsna haigéinibh amhuil ċloiċ ansna * huisgeóibh neartmhara.

*Exod 14. 22.
*Exod 15. 10.

12. Tuilleaḋ oile, do * ṫreóruiġ tú iad san ló le piléur néullamhuil, ⁊ ansa noiḋċe le piléur teineaḋ, do ṫabhairt soluis dóibh ansa tsliġe iona racaidis.

*Exod. 13. 21.

13. Tháinic * tú a nuas mar an gcéadna ar sliabh Sinai, agus do labhair tú riu ó neamh, agus ṫug tú breiṫeamhnus ċeart dóibh, agus dligheaḋ fíre, reċta agus aiṫeanta maiṫe.

*Exod. 19. 20. & 20. 1.

14. Agus dfoillsiġ tú dóibh do ṡhábóid náomhṫa, agus dfuagair tú dóibh aiṫeanta, reachta, agus dliġṫe le láimh Mhaoise do sheirbhisiġ.

15. Agus * ṫug tú dóibh arán ó neamh iona nocarus, agus ṫug tú uisge amaċ ċuca as an ccarraic ċum a ttarta, agus do ġeall tú dóibh go racaidis a steach * a seilbh na tíre, noċ do mhionnuiġ tú do ṫhabhairt dóibh.

*Exod. 16. 15. & 17. 6. Vibhr. 20. 9.
*Deut. 1. 8.

16. Aċt do rinneadar féin, agus ar naiṫreaċe go hanuáibhreaċ, agus do ċruadhuiġeadar a muineil, agus nior umhluiġeadar dot aiṫeanṫaibhse.

17. Agus do diultadar umhluġaḋ, agus ni rabadar cuimhneaċ ar na hiongantaibh do rinne tusa na measc: aċt do ċruaiḋeadar a muineil, agus iona cceannairc do órduiġeadar * caiptin, ċum iompóġ dá ndáoirsine féin: aċt is Dia tusa réiḋ ċum maiṫmheaċuis, grásamhuil, agus trócaireach, mall ċum feirge, agus lán do ċineul, agus nior ṫréig tú iad.

*Vibhr. 14. 4.

18. A nuáir * fós do rinneadar láoġ leaġṫa dóibh féin, agus a dubhradar, isé so do Dhia ṫug amaċ tú as an Négipt, agus doibhriġeadar mórán brosduiġṫe.

*Exod. 32. 4.

19. Thaisin tusa ann hiomad trócaire, nior ṫréig tú iad ansa bfásach: nior deaḋuiġ * piléur an neóill riu do ló dá ttreórugaḋ ansa tsliġe, nó piléur na teineaḋ san noiḋċe do ṫaisbeanaḋ soluis dóibh, agus na sliġeaḋ ionar ċóir dóibh dul.

*Exod. 13. 22. Vibhr. 14. 14. 1 Cor. 10. 1.

20. Thug tú mar an ccéadna do * sbiorad maiṫ ċum a tteagaisc, agus nior ċonnaimh tú do * mhanna ó na mbéul, agus ṫug tú uisge dóibh ċum a ttarta.

*Vibhr. 11. 17.
*Exod. 16. 15. & 17. 6. Jos. 5. 12.

21. Do ċoṫuiġ tú fós ceaṫraċad bliadhain iad ansa bfásaċ, ionnus naċ raibh einni deasbhuiḋ orra; nior ċríon *

*Deut. 8. 4.

a Moach, agus nior atadar a ccosa.

22. Tuilleadh fós, tug tú ríoghachta agus cineadhacha dóibh, agus do roinn tú iad a ccoimhéuduibh: mar sin do shealbhuigheadar tír * Shihon, agus dúithche Righ Hesbon, agus dúithche Og Righ Basan.

* Uibhr. 21. 21.

23. Do fhoirlion tú a cclann mar an ccéadna amhuil réultanna a naeir, agus thug tú don tír iad, a ttaobh a ttug tú geallamh dá naithribh go rachdaois a steach dá sealbhughadh.

24. Mar sin do chuadar an chlann a steach, agus do shealbhuigheadar an dúithche, agus do chlaoidh tusa dóibh áitreabhuigh na tíre, na Cananitigh, agus thug tú iona lámhuibh iad, maille re na Righthibh, agus re daoinibh na tíre, go ndéandais riu mar do thoigeóraidis féin.

25. Agus do ghabhadar caithreacha daingne, agus dúithche mhéith, agus do shealbhuigheadar tighthe lán don uile mhaoin, toibreacha tochuilte, fíneamhnacha agus lubhghoirt ola, agus crainn thortha go lór, ionnus gur itheadar, agus gur líonadh iad, agus gur fhásadar méith, agus gur shólásuigheadar iad féin ann do mhaitheas móra.

26. Tharris sin do bhádar easumhal, agus do chathuigheadar ad haghaidh-si, agus do theilgiodar do dhligheadh táobh siar dá ndruim, agus do mharbhadar * tfáidhe, noch do niodh fiadhnuise na naghaidh dá bhfilleadh chugadsa, agus do oibrigheadar gluasachta móra.

* 1 Riogh. 19. 10.

27. Uime sin do shéchuibh tusa iad a láimh a námhad; noch do ghortuigh iad: agus a naimsir a naindeisi a nuáir do éigheadar orthsa, do chúala tú ó fhlaitheas iad; agus do réir iomadh do thróchaire thug tú lucht cabhartha dóibh, noch do shaor iad as láimh a námhad.

28. Acht tar éis socamhuil dfaghail dóibh, do rinneadar a rís olc ad fhiadhnuisi: uime sin dfág tú a lámh a námhad iad, ionnus go raibh uachdaranas aca orra: ar a shonsa a nuáir do fhilleadar, agus deigheadar ortsa, do chuala tú ó neamh iad, agus do shaor tú mórán duairibh iad do réir do thróchaire.

29. Agus do níotheá fiadhnuisi na naghaidh, ionnus go bhfillfeá a ttabhairt a rís fad dlighidh: do rinneadar fós go huaibhreach, agus nior éisteadar red aitheantuibhse, acht do pheacuigheadar a naghaidh do bhreitheamhnusa (noch má ní duine maraidh sé ionta.) agus do tharruingeadar chuca a nguaille, agus do chruaidhigheadar a muinéil, agus nior áill leo éisteacht.

30. Gidheadh diomchuir tusa léo ar feadh mórain bliadhan, agus dfiadhnuigh tú na * naghaidh leo spiorad ann thfáighibh, as nior éisteadar: uime sin thug tú iad a láimh muintire na dtíreadh.

* 2 Riogh. 17. 13 2 Cron. 36. 15.

31. Thairis sin ar son do thróchaire móire nior dhíthlaithrigh tú thrid amach iad, nior thréig tú iad; óir is Dia grásamhuil tróchaireach tú.

32. Anois ar a nadhbharsin, ó ar Ndiane, an Dia mór * cumhachtach, agus an Dia uathbhásach, noch choimhlionus cunnradh agus tróchaire; ná mineastar ad lathair an buaidhreadh, noch tháinic oruinne, air ar Riogruibh, air ar bprionnsadhuibh, agus air ar sagartuibh, agus air ar bhfáighibh, agus air ar naithribh, agus ar do phobal uile, ó aimsir Righ na Hassiria gus a niugh.

* Exod. 34.

33. Acht chena atá tusa ceart ann gach ní dá ttáinic oruinn: óir do rinne tú cóir, agus do rinneamairne go ciontach.

34. Agus nior choimhéadadar ar Righthe nó ar bprionnsadha, ar sagairt nó ar naithre do dhligheadh, agus nior umhluigheadar dot haitheantuibh, nó dot fhiadhnuisighibh, ler fhiadhnuigh tú na naghaidh.

35. Oir ni dhearnadar foghnamh dhuit ann a ríoghacht, agus ar son do mhaitheasa móire thug tú dóibh, agus a nfearann fhairsing mhéith do chuir tú as a ccomhair, nior fhilleadar ó na ndrochoibreachaibh.

36. Féuch, atámaoid ar seirbhiseachaibh a niugh, agus an fearann thug tú dar

ḋar naiṫriḃ, ḋiṫe a ṫortaiḃ, agus a maiṫeasa, féuch atámaóidne ar seirḃisgéċaiḃ aṅ.

37. Agus is mór an tarḃa do ḃeir sé do na Ríoġaiḃ noċ do ċuir tú ós ar gcionn ar son ar bpeacaiḋ: atá fós tiġearnus aca ós cionn ar gcorp, agus ós cion ar náirnéise ⁊ a ttoil féin, agus atámaóidne a namhgar mór.

38. Agus dá bríġ so uile, do nimid cunnraḋ daingean, agus scríobhtam é, agus cuirfid ar bprionnsaḋa, ar Lebitiġ, agus ar sagairt séula ⁊.

CAIB. 10.



ANois dob iadso an dream do ċuir an séula; Nehemiah an Tirsata, mac Hachaliah, agus Sidcuah,

2. Seraiah, Asariah, Ieremiah,

3. Passur, Amariah, Malchuah,

4. Hattus, Sebaniah, Malluch,

5. Harim, Meremot, Obadiah,

6. Daniel, Ginneton, Baruch,

7. Mesullam, Abuah, Miamin,

8. Maasiah, Bilgai, Semaiah: dob iadso na sagairt.

9. Agus na Lebitiġ: Iessua mac Asaniah, Binnui, do ċloinn Henadad, Cadmiel;

10. Agus a mbráiṫre, Sebaniah, Hoduah, Celita, Pelaiah, Hanan,

11. Micha, Rehob, Hassabiah,

12. Saccur, Serebiah, Sebaniah,

13. Hoduah, Bani, Beninu.

14. Roiġne an poḃail, Paros, Pahat-Moab, Elam, Sattu, Bani,

15. Bunni, Asgad, Bebai,

16. Adoniah, Bigbai, Adin,

17. Ater, Hiscuah, Assur,

18. Hoduah, Hassum, Besai,

19. Hariph, Anatot, Nebai,

20. Magpias, Mesullam, Hesir,

21. Mesesabeel, Sadoc, Iaddua,

22. Pelatiah, Hanan, Anaiah,

23. Hosea, Hananiah, Hasub,

24. Hallohes, Pileha, Sobec,

25. Rehum, Hasabnah, Maaseiah,

26. Agus Ahuah, Hanan, Anan,

27. Malluch, Harim, Baanah.

28. * Agus an ċuid oile don poḃal, na sagairt, na Lebitiġ, na doirseóiriġ, an luċt ceóil, na Netinimiġ, agus a nuile ḋuine ḋar ḋealaiġ iad féin as muintir na ttíorta ċum dliġe Dé, a mná, a mic, agus a ningena, gach áon ar bfaġáil eólais, agus tuigsiona.

*Ezra. 2 43.

29. Do ċeangladar ré na ndearbráiṫriḃ, a ndaóine uáisle, agus do ċuadar fa mallugaḋ, agus fa ṁionnaiḃ siuḃal a ndligeḋ Dé, noċ tug Maóise searḃfoġantaiġ Dé úaḋ, agus do coiṁéud, agus do ḋénam a nuile aiṫenta an Tiġerna ar tTiġernaiṅe, agus a reċta.

30. Agus nach ttiubramis ar * ningena do ḋaóiniḃ na tíre, agus naċ ttiubraidis a ningenasan ḋar macaiḃ.

* Exod. 34. 16. Deut. 7 3.

31. * Agus má ḃeirid muintir na tíre léo earraḋ nó biaḋ ar biṫ ansa tsáḃóid dá reic, naċ cceinneoċaimisne é ansa tsáóbid, nó san ló naoṁta, ⁊ go léigfimis an seaċtmaḋ bliaḋan diṅ, agus * coiṁéigniugaḋ gach uile fiaċ.

* Exod. 20. 10. Lebhit. 23 3. Deut. 5. 12. Nehe. 13. 23. *Deut 15 2. Lebhit. 25. 4.

32. Do rinnemar mar an ccéadna órduiġṫe ḋúinn féin, an treas cuid do secel do ċur dfiaċaiḃ orrainn féin gaċa bliaḋna, ċum seirḃise tiġe ar Ndé,

33. Chum a naráin tairsbénta, agus ċum na hoffrála gnáṫaiġ bíḋ, agus ċum na hoffrála gnáṫaiġ loisge na sáḃbóideaḋ, na ngealaċ nuaḋ, agus ċum na bféstaḋ ciṅte, agus ċum na neiṫeann naoṁta, agus ċum na noffrálaċ peacaiḋ, do ḋénaṁ síoṫċána ar son Israel, agus ċum uile oibre tiġe ar Ndé.

34. Agus do ṫeilgiomar crannċar a measg na sagart, agus na lebiteach, agus an poḃail, a ttaoḃ na hoffrála conaiġ, dá taḃairt go tiġ

ar Nóē, do réir ṫiġṫeċd ar naiṫ-
reċh, a nam cinnte ó bliadhuin go blia-
dhuin, do loscadh ar Altóir an T-
Tiġearna, mar atá sé scriobṫa san *
dliġeaḋ:

*Feuch Vibhr. 28 & 29.

35. Agus do ṫabhairt * ceadtoraḋ ar
bfearainn, agus ceadtoraḋ uile ṫoraiḋ
na nuile ċrann, ó bliadhuin go bliadhuin
ċum tiġe an Tiġearna.

*Exod. 23. 19. & Libhit 19. 23.

36. Mar an ccéadna céadġin ar mac
agus ar náirnéise (mar atá scriob-
ṫa * san dliġeaḋ), agus primidil ar
ndealbhadha ⁊ ar ttréad do ṫabhairt go tiġ ar
Nóē ċum na sagart do ni miniost-
ralaċt a ttiġ ar Nóē.

*Exod: 13. 2. Lebhit. 23. 17. Vibhr. 15. 19. & 18. 12.

37. Agus go ttiubhraimis primi-
dil ar ttaóis, agus ar nofrála, a-
gus toradh a nuile sórt crann, dfíon
agus dola ċum na sagart go seom-
radhuibh tiġe ar Nóē, agus deaċmadha
ar bfearainn do na Lebitib, ċor go
bfuiġeadais na Lebitiġ sin deaċmadha an
uile ċaiṫreaċuibh ar ttreabhṫa.

38. Agus biáiḋ an sagart, mac
Aaron, maille ris na * Lebitib, a
nuair ġlacfuid na Lebitiġ deaċmadha:
⁊ do béurfuid na Lébitiġ deaċmaḋ na
ndeaċmadha súas go tiġ ar Nóē re do
na séomradhuibh go tiġ an stóruis.

*Vibhr. 18. 26.

39. Oir bearfuid clann Israel, agus
clann Lébi ofráil a narbha, a nfíona
nuáiḋ, agus na hola do na séomradh-
uibh mar a bfuilid soiṫiġe na sanctó-
ra, agus na sagairt miniostralus,
agus na doirseóiriġ, agus an lucht
ceóil: agus ni ṫréigfemne tiġ ar
Nóē.

---

## CAIB. 11.



Agus do ċomnuiġeadar uaċ-
taráin an ṗobail an Ierusalem: do ċaiṫ an ċuid
oile fós don ṗobal cranncha
chair do thabhairt duine
as deiċneabhar do ċomnuiġ an Ierusa-
lem, an ċaṫair náomṫa, agus náoi
gcuid a ccaiṫreaċaib (oile.)

2. Agus do bennuiġ an pobal na
daóine uile do ṫairg iad féin go hu-
mal do ċomnuiġe an Ierusalem.

3. Anois is iadso roġa an ṗroi-
binsi do riñe comnuiḋ an Ierusalem:
aċt a ccaiṫreaċaib Iúdah do riñe gaċ
áon comnuiġ iona seilb féin an a
ccaiṫreaċaib, (eadhon) Israél, na sagairt,
agus na Lebitiġ; agus na Netini-
mig, agus clann searbhfoġantaḋ Shol-
uim.

4. Agus do ċomnuiġeadar drong
áiriġ do ċloinn Iúdah an Ierusalem, a-
gus do ċloinn Bheniamin: do ċloinn Iú-
dah; Ataiah mac Ussiah, mic Se-
chariah, mic Amariah, mic Sepha-
tiah, mic Mahalaleel, do ċloinn Pe-
res;

5. Agus Maaseiah mac Baruch,
mic Col-hoseh, mic Hasaiah, mic A-
daiah, mic Ioiarib, mic Secharriah,
mic Siloni.

6. Mic Phéres uile, noch do ċom-
nuiḋ an Ierusalem, do bádar ceiṫre
ċéad trí fiċċid agus oċtar do ḋaói-
nib gaisgeamhla.

7. Agus is iadso mic Bheniamin:
Sallu mac Messullam, mic Ioed, mic
Pedaiah, mic Colaiah, mic Maaseiah,
mic Itiel, mic Iesaiah.

8. Agus na ḋiaiġsin, Gabai, Sal-
lai, naoi ccéad fiċċe agus oċtar.

9. Agus dob é Ioel mac Sichri do
bi ós a ccionn; agus bá hé Iúdah
mac Senua an dara (duine) ós cionn
na caiṫreach.

10. Do na sagartuibh: Iedaiah
mac Ioarib, Iachin.

11. Seraiah mac Hilciah, mic Mes-
sullam, mic Sadoc, mic Meraiot,
mic Ahitub, dob uaċtarán ar ṫiġ Dé.

12. Agus a ndearbhráiṫre, noċ do
riñe obair an tiġe, do buḋ oċt ccéad
fiċċe agus diás iad: agus Ada-
iah mac Ierohám, mic Pelaliah, mic
Amsi, mic Secharriah, mic Passur,
mic Malchiah,

13. Agus a ḋearbhráiṫre roġa na
naiṫreaċ, dá ċéud ceaṫracad agus
diás;

diaſ; agus Amaſai mac Azareel, mic Ahaſai, mic Meſſillemot, mic Immer,

14. Agus a ndeaghbhráithre daoine árracta a ccródhacht, céud fichte agus ocht: agus budh é Sabdiel do bí ós a ccionn, mac aóin do na daoinibh móra,

15. Mar an ccédna do na Lebhitibh: Semaiah mac Haſſub, mic Aſſricam, mic Haſſabiah, mic Bunni.

16. Agus Sabbetai, agus Iosabad do thogha na Lebhitheach do bí ós cionn gnothaigheadh foirimeallach tighe Dé.

17. Agus Mattaniah mac Micha, mic Sabdi, mic Asaph príomhdhuine do thosughadh teinte buidheachuis a nguidhe: 7 Bacbuciah an dara (duine) a measc a dheaghbhráithreach, agus Abda mac Sammuah, mic Galal, mic Ieduthun.

18. Na Lebhitigh uile ann sa chathraigh náomhtha do bádar dá chéd ceithre fichid agus ceathrar.

19. Mar an ccédna fós na doirseóirigh, Accub, Talmon, agus a ndeaghbhráithre, noch coimhédas na geatadha, do bádar céd seachtmoghad agus diás.

20. Agus an chuid oile do Israel, do na sagairtibh, agus do na Lebhitibh, do bádar a ccaithreachaibh Iúdah uile, gach aon iona oighreacht féin.

21.* Acht do áitigheadar na Netinimigh an Ophel: agus Siha, agus Gispa do bí ós cionn na Netinimeach.

*Féach. Caib. 3. 26.

22. Agus ós cionn na Lebhitheach an Ierusalem do bhí Uzziah mhac Bani, mic Haſſabiah, mic Mattaniah, mic Micha; do macaibh Asaph, an luchd ceóil do bí ós cionn gnothaighe tighe Dé.

23. Oir do bí aithne an Righ dá ttáobh go mbeith cuid roinnte áirighthe ag an luchd ceóil gach aonlá.

24. Agus Pethahiah mac Meſſezabeel, do chlannaibh Zerah, mic Iúdah, do bí sé re láimh an Righ ann sa uile chúis a ttaobh an phobail.

25. Agus ar son na mbailteadh go na machairighibh; do chomhnaigh cuid do chloinn Iúdah an Ciriat-arba agus iona bailtibh, agus an Dibon agus iona bailtibh, agus an Iecabseel agus iona bailtibh.

26. Agus an Ieſſua, agus an Moladah, agus an Bethphelet,

27. Agus an Hazer, Saul, agus an Beerseba, agus iona bailtibh,

28. Agus an Siglag, agus an Meconah, agus iona bailtibh,

29. Agus an En-Rimmon, agus an Sareáh, agus an Iarmuth,

30. Sanoah, Adullam, agus iona mbailtibh, a Lachis, agus iona machairighibh sin; an Azecah, agus iona bailtibh: agus do áitigheadar ó Bheerseba go glenn Hinnom.

31. Clann Bheniamin mar an ccédna ó Gheba, do áitigheadar a Michmas, agus Aiah, agus Betel, agus iona mbailtibh,

32. Agus an Anatot, Nob, Ananiah,

33. Hasor, Ramah, Gittaim,

34. Hadid, Seboim, Neballat,

35. Lod, agus Ono, glenn na bhfear ceirde.

36. Agus do bí roinn do na Lebhitibh an Iúdah, agus an Beniamin.

---

## CAIB. 12.



A Nois is iad na *sagairt, agus na Lebhitigh do chuaidh suas le Zerubbabel, mac Sealtiel, agus Ieſſua: Seraiah, Ieremiah, Esra,

*Ezra. 2. 1.

2. Amariah, Malluch, Hattus,

3. Shecaniah, Rehum, Meremot,

4. Iddo, Ginneto, Abiah,

5. Miamin, Maadiah, Bilgah,

6. Semaiah, agus Ioarib, Iedaiah,

7. Sallu, Amoc, Hilciah, Iedaiah: dob iad so togha na sagart agus a ndeaghbhráthar a laethibh Ieſſua.

8. Os a chionn sin, na Lebhitigh: Ieſſua, Binnui, Cadmiel, Serebiah, Iúdah, agus

agus Mattaniah, noch do ḃí ós cionn
an nalturiġ, é féin agus a ḋearbḃráiṫre.
9. Mar an ccéadna Bacbuciah, a-
gus Unni, a ndearbḃráiṫre, do ḃádar
as a ccoiṁe ṫall annsa bfaire.
10. Agus do ġein Ieshua Io-
iacim, do ġein Ioiacim mar an ccéadna E-
liasib, agus do ġein Eliasib Ioiada.
11. Agus do ġein Ioiada Iona-
tan, agus do ġein Ionatan Iaddua.
12. Agus a láeṫib Ioiacim do ḃá-
dar sagairt priomhċhinn do na
haiṫrib: ó Sheraiah, Meraiah; ó Ie-
remiah, Hananiah.
13. O Esra, Messullam; ó Ama-
riah, Iehohanan.
14. O Melicu, Ionatan: ó She-
baniah, Ioseph;
15. O Harim, Adna: ó Meraioth,
Helcai;
16. O Iddo, Sechariah: ó Ghinne-
ton, Messullam.
17. O Abiah, Sichri: ó Minia-
min, ó Moadiah, Piltai:
18. O Bhilgah, Sammua: ó Shema-
iah, Iehonatan:
19. Agus ó Ioiarib, Mattenai;
ó Iedaiah, Ussi:
20. O Shallai, Callai; ó Amoc,
Eber.
21. O Hilciah, Hassabiah; ó Ie-
daiah, Netaneel.
22. Na Lebitiġ a láeṫib Eliasib
Ioiada, agus Iohanan, agus Iaddua,
do scriobaḋ iad mar ċinn na haiṫ-
rib; na sagairt mar an ccéadna go
láeṫib Dárius an Persianach.
23. Do scriobaḋ mic Lébi cinn na
naiṫreaċ a leabar na * croinice, eadhon
go laéṫib Iohanan mic Eliasib.

* 2 Cor. 9

24. Agus cinn na Lebiteaċ: Has-
sabiah, Serebiah, agus Ieshua mac
Cadmiel, maille re na ndearbráiṫrib
ṫall as a ccoinne do ṁolaḋ agus do
ḃreiṫ buiḋe do réir aiṫne Dháibi óg-
laiġ Dé, faire as coiṁe faire.
25. Dob iad Mattaniah, agus
Bacbuciah, Obadiah, Messullam,
Talmon, Accub, bá doirseóiriġ ag
coiṁéad na faire ag tairseaċaib na nge-
taḋ.

26. Is iad so do ḃí a láeṫib Io-
iacim mic Ieshua, mic Iosadac, a-
gus a láeṫib Nehemiah an túaċta-
rán, Esra an sagart agus an scrib-
neóir.
27. Agus ag coisreagaḋ ballaḋa
Ierusalem, diarradar na Lebitiġ as
a náitib uile, dá ttabairt go Ieru-
salem, do coiṁéud féasta an ċois-
reagṫa re luaṫġáir, maille re breiṫ
buiḋe, agus lé céol, le cimbalaib, le
saltracaib, agus le cláirseaċaib.
28. Agus do ċruinniġeadar clann a
ndoṡa ceóil iad féin a ccionn a ċéile,
as an réiteach a ttimċioll Ieru-
salem, agus ó bailtib Netophati.
29. Mar an gcéadna ó ṫiġ Ghil-
ghal, agus as macairib Gheba, a-
gus Asmabet: óir do rinneadar an
táos ceóil bailte dóib féin fa ccuáirt
timċioll Ierusalem.
30. Agus do ġlanadar na sagairt
agus na Lebitiġ iad féin, agus do
ġlanadar an pobal, agus na geataḋa,
agus an balla.
31. Annsin tug misi súas prionn-
saḋa Iúdah ar an mballa, agus dór-
duiġ mé dá ċuideasa díob ar an láim
ḋeis ar an mballa go geata a naóiliġ.
32. Agus na ndiaiġ sin do ċuaiḋ
Hosaiah, agus leaṫ prionnsaḋa Iú-
dah,
33. Agus Asariah, Esra, agus
Messullam.
34. Iudah, agus Beniamin, agus
Semaiah, agus Ieremiah,
35. Agus cuid áiriġ do ṁacaib na
sagart go ttrumpaḋaib: Sechariah
mac Ionatan, mic Semaiah, mic Mat-
taniah, mic Michaiah, mic Saccur,
mic Asaph:
36. Agus a ḋearbráiṫre, Semaiah,
agus Asarael, Milalai, Gilalai,
Maai, Netaneel, agus Iúdah, Ha-
nani, maille re adbaḋaib ciuil Dháibi,
óglaiċ Dé, agus Esra an scribneóir
rompa.
37. Agus ag geata an tobair, noċ
do bí ṫall as a ccoiṁe, do ċúadar súas
a staiġrib ċaiṫreach Dháibi ag
dul

dul suas an balla, ós cionn tighe
Dháibi, eadhon go nuige geata a nuisge
leith soir.
38. Agus an cheadsa oile diobh,
noch thug buidheachus, do chuadar anonn
le a naghaidh, agus misi na ndiaigh,
agus leith na ndaoine le an mballa, on
taobh thall do thor na bfuirnéiseach go
nuige an mballa leathan.
39. Agus ón taobh suas do ghea-
ta Ephráim, agus táobh suas don
tseinngheata, 7 taobh suas do gheata a
néisc, agus do thor Hananeel, agus
do thor Mhéah, go nuige geata na ccáo-
rach; agus do sheasadar na ccoimhuig
ag geata an phriosuin.
40. Mar sin do sheasadar an dá
chuideachta diobh thug buidheachus a ttigh
Dé, agus misi, agus leith na nuasa-
rán maille rium:
41. Agus na sagairt, Eliacim,
Maaseiah, Miniamin, Michaiah, Eli-
oenai, Sechariah, agus Hananiah ma-
ille re stocaibh:
42. Agus Maaseiah, agus Se-
maiah, agus Eleasar, agus Ussi,
agus Iehohanan, agus Malchiiah, a-
gus Elam, agus Esser: agus do
chanadar an táos ceóil go hárd mar-
aon le Iesrahiah a nuasarán.
43. An lásin mar an gcedna,
dofráladar iodhbarta móra, agus
do gháirdigheadar: óir thug Dia orra
gáirdeachus do dhénamh le sólás mór;
agus do rinnedar na mná, agus na
leinbh mar an gcedna luathgháir, ion-
dus gur chlos gáirdeachus Ierusalem
a ccéin.
44. Agus fa namsin do hórduigheadh
drong ós cionn na seomraidh do na
hionmhusaibh, do na hofralaibh, do na
primhdilibh, agus do na deachmhadaibh,
dá ccruinniughadh chuca as machairibh
na ccaithreach, cuid rona dlisdenach do
na sagartaibh, agus do na Lebitibh;
óir do gháirdig Iudah ar son na sa-
gart agus na Lebiteach do bhi ag
feitiom.
45. Agus do choimhédadar an lucht
ceóil, agus na doirseóirigh fós a
Nóe, agus fós an glanta, * do ré-
ir aithne Dháibi, agus a mic Solam. *1 Croin. 25. & 26.*
46. Oir a laethibh Dháibi, agus *1 Croin. 25. 1, &c.*
* Asaph san tseanaimsir do bhidis úa-
sarain le an lucht ceóil, 7 dánta mol-
ta agus buidheachus do Dhia.
47. Agus thug Israel uile úatha a
laethibh Sherubbabel, agus a laethibh Ne-
hemiah cuid rona a naosa ceóil, a-
gus na ndoirseóiribh, cuid gach aon
laé; agus do naomhaidis neithe do na
Lebitibh, * agus do naomhaidis na Le- *Vibhr. 18. 26.*
bitibh do chloinn Aaron.

---

# CAIB. 13.



AR an lá sin do léigheadar a
* leabhar Mhaoise a néis-
teacht an pobail; agus fuith *Deut. 23. 3.*
sgriobhtha ann sin, nach ttiuc-
fadh an Tammoniteach, agus an Mo-
abiteach a ccomhchruinniughadh Dé go
brát;
2. * Do bhrigh nar theagmadar clann *Vibhr. 22. 5. Jos. 24. 9.*
Israel le harán agus le huisce,
acht Balaam do luachughadh na naghaidh
dá mallughadh: acht cheana diompóig ar
Dia an mallughadh na bheannughadh.
3. Anois tárla a nuair do chuala-
dar an dligheadh, gur dhealuigheadar as Is-
rael an drong chumhuisc uile.
4. Agus roimhe so do bhi Eliasib an
sagart, agá raibh feitiom ós cionn
seomra tighe Dé, a ccleamhnus re To-
biah.
5. Agus do ghleus sé seomra mór
dó, mar a ccuiridis roimhe a namsin
biadh na nofrálach bidh, an tuis, agus
na soithighe, agus deachmadha a narbha,
a nfiona nuaidh, agus na hola, noch
do hórduigheadh do na Lebitibh, don lucht
ceóil, agus do na doirseóiribh, a-
gus ofrála na sagart.
6. Acht ar feadh na haimsire si
uile ní rabhusa ann Ierusalem: óir
ann sa dara bliadhain deg ar fichid do
Ar-

Artaxerxes Righ na Babilóine táinic
misi chum an Righ, agus tar éis láe-
theadh áirighe do fuair mé cead ón Righ.
7. Agus táinic mé go Hierusa-
lem, agus fuáir mé sgéula an uile
do rinne Eliasib ar son Thobiah, a
ngléus seomra dhó a ccúirtibh tighe
Dé.
8. Agus do ghoill sin orum go
géar; uime sin do theilg mé amach áir-
néis tighe Thobiah uile as a tseom-
ra.
9. Ann sin thug mé aithne, agus do
ghlanadarsan na seomradha; agus
thug misi a ris ann sin soithighe tighe
Dé maille ris a nofráil bhídh, agus
an tuis.
10. Agus do thuig mé nach ttug-
thaoi cuid rodhna na Lebhitheach dóibh: óir
na Lebhitigh, agus an lucht ceóil do
rinne an obair, do theitheadar gach áon aca
dá mhachaire féin.
11. Ann sin do aighnis misi ris
na riaghlóiribh, agus a dubhairt mé
riu, Cred as ar tréigeadh tigh Dé? a-
gus do chruinnigh misi iad a ccionn a chéile,
agus do chuir mé na náitibh féin iad.
12. Ann sin thug Iudah uile deachmhadh
a narbha, agus a nfiona nuaidh, agus
na hola, gus na stórthuibh.
13. Agus do rinne misi stóruighthe
ós cionn na stórus, Selemiah an sa-
gart, agus Sadoc an scribhneóir, a-
gus do na Lebhitibh Pedaiah, agus na
ndiaigh sin do bhi Hanan mac Saccur
mic Mattaniah: óir do measadh fireun-
ta iad, agus do bhi a noific, roinn ar
a ndeirbhráithribh.
* Ver. 22. 14. * Cuimhnigh misi, ó mo Dhia, dá
thaobh so, agus ná scrios amach mo
dheighniomhartha do rinne mé ar son tighe
mo Dhé, agus ar son a oifigeach sin.
15. Ann sna láethibh sin do chonnairc mé
ann Iudah dáoine ag brughadh fíneamhna
ann sa tsábóid, agus ag tabhairt punann
a steach, agus ag cur úalach ar
asalaibh, agus fíona mar an gcédna,
agus cáor, agus fígeadh, agus gach
uile sórt úalaigh dá ttugadais go Hie-
rusalem ann sa tsábóid: agus dfiadhnu-
ighis misi ann sa ló ionar reacadar bi-
adh.
16. Dáitigheadar dáoine do Thior
fa namsin ann sin, do bheireadh iasg léo,
agus gach uile sórt earradha, agus
do reacadh iad san tsábóid re cloinn
Iudah, agus re Hierusalem.
17. Ann sin do ghlac fearg misi re
huáislibh Iudah, agus a dubhairt mé riu,
Cred an drochní so do níthi, agus lá
na sábóide do thruailliughadh?
18. Ané nach deárnadar bhur naithre so,
agus nach ttug ar Ndia an tolc so
uile orruinn, agus ar an ccathraigh si?
atátaoise fós ag tarraing tuil-
leadh uilc ar Israel le briseadh na sá-
bóide.
19. Agus tárla, fa nam ar thionn-
scnadar geatadha Ierusalem beith dor-
cha roimhe an tsábóid, gur aithin mi-
si na geatadha do dhruid, agus dfuá-
gair mé gan a nosgladh nó go ttiosadh
deis na sábóide: agus do chuir mé
cuid dom mhuintir ag na geataibh,
chor nach ttiubhartaói áon úalach
a steach ann sa tsábóid.
20. Mar sin do luigheadar na cean-
naighthe, agus lucht reaca gach áon tsóirt
earradh, táobh amuigh Dhierusalem uáir
nó dhó.
21. Ann sin dfiadhnuigh misi na naghaidh,
agus a dubhairt mé riu, cred fá luighthi
timcheall an balla? má níthi sin a ris,
leagfa misi láma oruibh: ó sin amach
ni thangadar ní is mó ar an tsá-
bóid.
22. Agus daithin mé do na Lebhitibh
iad féin do ghlanadh, agus teacht, a-
gus na geatadha do choimhéad, do náo-
mhadh na sábóide: cuimhnigh orumsa, ó mo
Dhia uime so mar an ccédna, coigil
mé do réir mhéid do thróchaire.
23. Ann sna láethibh sin fós do chonnairc
mé Iudaighthe do phós mná ó Asdod, ó
Ammon, agus ó Mhoab.
24. Agus do labhradar a cclann
leath a tteangaidh Asdod, agus níor
fhéadadar labhairt san teangaidh Iudaighe,
acht do réir teangtha gach a pobail.
25. Agus do ghabh fearg misi riu,
agus

agus do ṁalluiġ mé iad, agus do
ḃuáil mé cuid aca, agus do ṫar-
ruing mé a ngruaga, agus ṫug mé
orra Dia do ṫabairt mar mionnuiḃ, ġá
ráḋ, ni ṫiubarṫaói bur ningeana dá
macaiḃ, agus ni ġeubṫaói a ningeana
dá bur macaiḃ, nó ḋaóiḃ féin.
26. Nach ar ṗeacuiġ Soluṁ Riġ
Israel leis na neiṫibsi? giḋ naċ
raiḃ a niomad crioċ a leiṫéid do
Righ, noċ dob ionṁuin le na Dhia, a-
gus do riñe Dia Riġ ḋe ós cioñ Is-
* Riogh. 11. 1, &c. rael uile? * ṫairis sin ṫug mná coiṁiġ-
ṫeaċa airsion féin peacuġaḋ.
27. A néistfimne maiseaḋ ribsi ag
dénaṁ a nuile ṁóirsi uile, do ṡáru-
ġaḋ a naġaiḋ ar Ndé lé pósaḋ
ban coiṁiġṫeaċ?
28. Agus do bí aoñ do ṁacaiḃ
Ioiada, ṁic Eliasib an tárdsagart, na
ċliaṁuin ag Sanballat an Horonitteċ:
uime sin do ḋibir mé uáim é.
29. Cuiṁniġ orra, ó mo Dhia, do
bríġ gur ṫruáilliġeadar an tsagar-
tas, agus cuñraḋ na sagartaṡa,
agus na Lebiteach.
30. Marso do ġlan mé iad ó na
huile ċoiṁiġṫeaċaiḃ, agus dóṅoruiġ mé
faire na sagart, agus na Lebiteach,
gaċ aon iona ġnoṫuiġe féin;
31. Agus ċum na hosrála coñaiḋ
ar na huáiriḃ cinte, agus ċum
na bprimidleaċ: cuiṁniġ orum, ó mo
Dhia, ċum maiṫiosa.

# Leabhar Ester.

## CAIB. I.

Nois tárla a láeṫib Ahasuerus (isé so an Tahasuerus do buḋ Rig ón India go nige an Netiopia, ós cion ċéud agus seċt bproibinsedh fiċċiod.)

2. Ansna láeṫibsi fa nam a raib an Rig Ahasuerus na suiḋe ann a ċaṫaoir rioga, noċ do bí ann Súsan an pálás,

3. Ansa tres bliadain dá rige, go ndearna sé fleasta dá prionsaoiḃ uile, agus dá searḃḟoġantaiḃ; ag mbeiṫ do ċumaċtaiḃ na Persia, agus na Media, uáisle agus prionsaḋa na bproibinseḋ dá laṫair.

4. A nuair do ṫaisbéin sé saiḋbrios a rioġaċta glórmhuire, agus onóir a mórḋaċta, mórán do láeṫib, eadhon ceud agus ceiṫre fiċċid lá.

5. Agus a nuáir do caiṫeaḋ na láeṫesin do rine an Rig féusta do na daoinib uile do bí dá laṫair ann Súsan an pálás, araon don mór agus don beag, seaċt lá a ccúirt gáirdín páláis an Rig,

6. Mar a rabadar brait bána, glasuáine, agus gorma, ag na ndaingniuġadh le córdaiġib do línéadac finealta, agus do purpuir, dfáinneoġaiḃ airgid, agus do pileuraiḃ marmuir: do bádar na leaba dór, agus dairgiod, ar urlár, do marmur dearg, agus gorm, agus bán, agus dub.

7. Agus do dáileadar deoċa orra a soiṫigib óir (na soitiġe éaxamhuil tar a ċéile) agus fion rioġamhuil go hiomarcaḋh do réir ċumaiṡ an Rig.

8. Agus do bí an tól do réir an dliġe, níor coiméignioġaḋ aondaine: óir is marsin dórduiġ an Rig doifigiḃ an tige, go ndéndis do réir toile gaċ aondaine féin.

9. Mar an ccéadna do riñe Bhasti an bainrioġan, féusta do na mnáib anṡa tigh riogha bá le Ahasuerus.

10. Ar an seaċtmaḋ lá a nuáir do bí croiḋe an Rig súgach ó fion, daitin sé do Mhehuman, do Bhista, do Harbona, do Bhigta, do Abagta, do Shethar, agus do Charcas, an móirseisior seomradóiriġ dfoġnaḋ a bfiaḋnuise an Rig Ahasuerus,

11. An bainrioġan, Bhasti do ṫabairt a laṫair an Rig gun a coróin riogha, do thaisbénaḋ a sgéime don pobal, agus do na prionsaḋaiḃ: óir bá breáġa í ré féuċain uirre.

12. Acht do diult an bainrioġan Bhasti teaċt le haiṫne an Rig dá seomradóiriġib: uime sin do bí an Rig ro fearġach, agus do las a fearg ann.

13. Ansin a dubairt an Rig ris na daoinib criona dar baiṫne na haimsera, (óir do bé sin gnát an Rig a ttaob a uile daoine agá raib fios dliġe agus breiṫeamhnais)

14. Agus isé buḋ foicsi dó Carsena, Setar, Admata, Tarsis, Meres, Marsena, agus Memucan, seaċt bprionsaiġ na Persia agus na Média, noċ do ċonnairc aġaiḋ an Rig, agus do suiġ ar ttús anṡa rioġaċt.

15. Cred do déanam ris an mbainrioġain Bhasti do réir an dliġe, do bríġ nar ċoimlíon sí aiṫne an Righ Ahas-

Ahasuerus leis na seomradóiribh ?

16. Agus do ḟreagair Memucan a láthair an Ríg, agus na bprionnsadh, ní h-ar an Ríg amáin do rinne an bainríoghan Vhasti éccóir, acht ar na prionnsadhaibh uile, agus ar an bpobal uile, atá a nuile bproibinsibh an Ríg Ahasuerus.

17. Do bhrígh go rachaidh an gníomsa na bainríoghna amach gus a nuile mnaoi, ionnus go ndéanaid beagán dá bfearaibh iona súilibh, a nuair inneosthar; daithin an Ríg Ahasuerus an bainríoghan Vhasti do thabhairt a steach dá láthair, acht ní tháinic sí.

18. Mar an gcéadna a déaraid baintighearnadha na Persia 7 na Media san ló so re uile prionnsadhaibh an Ríg, noch do chualaidh gníomh na bainríoghna; marso éireochaidh iomarcaidh dímhbeasa agus feirge.

19. Mas toil leis an Ríg é, éirghiodh aithne ríogha uadh, agus scríobhthar í a measc dlíghe na bPersianach agus na Medianach, go nach áthruighthear í, gan Vhasti do theacht ní sa mó do láthair an Ríg Ahasuerus; agus tugadh an Ríg a stáid ríoghasa dóon is feárr ná í.

20. Agus a nuair foillseochar órdughadh an Rígh, noch do bhéara sé uadh, ar feadh a impireachta (bíodh gur mór í) do bhéaraid na mná uile onóir dá bfearaibh araon don mór, agus don beag.

21. Agus do thaitin an nísin ris an Ríg, 7 ris na prionnsadhaibh, agus do rinne an Ríg do réir bréithre Memucan.

22. Oir do chuir sé litreacha ar feadh proibinsidheadh an Ríg, chum gach aon phroibinsi do réir na scríbhinne sin, agus chum gach aon pobail do réir a tteangtha, gach fear do riaghladh iona thígh féin, agus sin dfoillsiughadh do réir theangtha gach pobail.

## CAIB. II.


Ndiaigh na neitheannsa, a nuáir do laghdaigh fearg an Ríg Ahasuerus, do chuimhnigh sé ar Vhasti, agus cred do rinne sí, agus cred do hordaigheadh na haghaidh.

2. Annsin a dubhradar seirbhisigh an Ríg do niodh miniostralacht dó, iarrthar maighdeana sciamhacha óga don Ríg.

3. Agus órdaigheadh an Ríg oifigidh a bproibinsibh a ríoghacht uile, ionnus go cruinnigheadis a ccionn a chéile na huile maighdeana sciamhacha óga go Susan an pálás, go tigh na mban, fá chumdach Hege seomradóir an Ríg, coimhéudaigh na mban, agus tugthar fá deara neithe chum a nglanta do thabhairt dóibh.

4. Agus bíodh an maighdean thaitneamhas ris an Ríg na bainríoghain a náit Vhasti. Agus do thaitin an ní sin ris an Ríg, agus do rinne sé mar sin.

5. Anois do bhí annsa pálás Susan Iúdaigh áirighe, dar bainm Mordecai, mac Iair, mic Simei, mic Cis, Beniamitech:

6. * Noch rugadh ar siubal ar Ierusalem annsa daoirsine, noch rugadh ar siubal a néinfeacht re Ieconiah Ríg Iúdah, noch rug Nebuchadnessar Ríg na Babilóine leis.

* 2 Riogh. 24, 15. Ier. 24. 1. & 2 Croin. 36. 10.

7. Agus thug leis suas Hadassah (noch dar bainm Ester) ingean dearbhráthar athar dó: óir ní raibh athair nó máthair aice, agus do bhí an maighdion breághdha sgiamhach, noch do ghabh Mordecai (a nuáir déug a hathair agus a máthair) chuige mar ingin dó féin.

8. Marsin tárla an tan do chlos aithne agus órdughadh an Ríg, agus a nuáir do cruinnigheadh mórán maighdean go Susan an pálás fá chumdach Hegai, gur tugadh Ester ann mar an ccéadna go tigh an Ríg, fá chumdach He-

Hegai, coimhéadaigh na mban.

9. Agus do ṫaitin an cailin ris, agus fuáir sí cineul uaḋ, agus tug sé ḋi go luaṫ na neiṫe ḋfóir ċum a haiṁiċte, maille ris gach ni dár ben ria, agus móirseisior cailinigh dob iomċubaiḋ ḋi ḋfagáil as tiġ an Riġ, agus do ċuir sé i féin agus a cailinigh ann sa náit do bfearr do ṫiġ na mban.

10. Níor ḟoillsiġ Ester a daoine, nó a cineaḋ: óir daiṫin Mordecai ḋi gan a ninnsin.

11. Agus do ḃi Mordecai gach laói ag siubal as coiṁe ċuirte ṫiġe na mban, ḋféuċain ciondus do biaḋ Ester, agus an ċrioċ ḋéireoċaḋ ḋi.

12. Agus a nuair ṫáinic uain gach inġinmaiġdine, do ḋul gus an Riġ Ahasuerus, tar éis i beiṫ bliaḋain do réir ġnáṫa na mban (óir is mar sin do coimlíontaoi láeṫe a naiṁiċte, mar atá sé ṁí le hola mirra, agus sé ṁí le neiṫib deaġbolaiġ, agus le neiṫib oile do ġlanaḋ na mban.)

13. Mar so a nuáirsin do ṫigeaḋ gaċ inġinmaiġdion ċum an Riġ; giḋ bé ar biṫ ni diarraḋ sí, do berṫi ḋi é, do ḋul lé amaċ as tiġ na mban go tiġ an Riġ.

14. Traṫ nóna dimṫiġeaḋ si ann, ⁊ ar na ṁáraċ dfilleaḋ si go dara tiġ na mban fa ċumdach Shaasgas seomradóir an Riġ, noċ do ċoiṁéud na leannáin: ni ṫigeaḋ si a steaċ ni sa mó ċum an Riġ, act muna beith dúil ag an Righ inte, agus go ccuireaḋh fios uirre as a hainm.

15. Anois a nuáir do ṫigeaḋh seal Ester, inghean Abihail dearbraṫar aṫar Mhordecai (noċ do ghab lé mar inghin) do ḋul a steach ċum an Righ, ni iarraḋ si éinní act an ni do óṙduigheaḋ Hegai seomradóir an Righ coimeudaigh na mban: agus fuáir Ester gean a radarc gaċ uile duine dá bféuċadh uirre.

16. Mar sin rugaḋ Ester gus an Rig Ahasuerus don tigh riogha, ann sa deaċmaḋ mí (noċ isí sin mí Tebet) ann sa seaċtmadh bliadhain dá riġe.

17. Agus do ġráḋuiġ an Riġ Ester ós cionn na mban uile, agus fuáir si gean agus gnása iona radarc tar na maiġdenaib uile, ionnus gur ċuir sé an ċoróin rioġa ar a ceann, agus go ndéarna sé bainrioġan ḋi a náit Bhasti.

18. Ann sin do rinne an Riġ féusta mór dá prionnsaḋaib, agus dá serbiseċaib uile, eadhon féusta Ester, agus do thug sé scóirse do na proibinnsib, agus ṫug sé tioḋlaicṫe ḋóib, do réir ċumais an Riġ.

19. Agus a nuáir do ċruinniġeadar na maiġdiona a bfocair a ċéile án dara huáir, do bi Mordecai na ṡuiḋe a ngeata an Riġ.

20. Níor ḟoillsiġ Ester fós a cineaḋ, nó a daoine, mar do ċuir Mordecai ḋúalach uirre; óir do rinne Ester aiṫne Mhordecai amhail agus do rinne a nuáir do bi dá tabairt suas aige.

21. Ann sna láeṫibsin (an feaḋ do bi Mordecai na ṡuiḋe a ngeata an Riġ) do bi fearg ar ḋís do ṡeomradóirigib an Riġ, eadhon Bigtan agus Teres, do lucht coiṁeuda an dorruis, agus do ṫriallaḋar lám do leaġaḋ ar an Riġ Ahasuerus.

22. Agus fuáir Mordecai fios na cúise, noċ dinnis sé do Ester an bainrioġain, agus dfoillsiġ an bainrioġan sin don Riġ a nainm Mhordecai.

23 Agus a nuáir do leanaḋ an ċúis, do friṫ a ḋeimin; uime sin do crochaḋ iadsan araon as crann: agus do scriobaḋ sin a leabar cronicead a laṫair an Riġ.

# CAIB. 3.

Tar éis na neiṫeann so do ṁéuduiġ an Riġ Aharuerus Háman ṁac Ammedata an Tagagitech, agus dárduiġ é, ⁊ do ċuir sé a ionad suiḋe ós cionn na nuile ṗrionnsaḋ dá raib aige.

2. Agus do ċlaóindis, agus dumluiġedis serbisiġ an Riġ uile do bi san ġeata do Háman; óir daiṫin an Riġ mar sin dá ṫáob: acht ni ċromaḋ Mordecai, agus ni ḋéanaḋ sé umla dó.

3. Ann sin a dubradar serbisiġ an Riġ do bi a ngeata an Riġ re Mordecai, cred fá sáruiġionn tú aiṫne an Riġ?

4. Anois tárla a nuáir do labradar go láeṫeamhuil ris, agus naċ ttug sé toraḋ orra, gur innsiodar sin do Háman, dféuċuin an seasfaidis briaṫra Mhordecai; óir dinnis sé dóib gur Iúduiġ é.

5. Agus an tan do ċonnairc Háman nach umluiġeaḋ Mordecai, agus nach ḋéanaḋ sé onóir dó, ann sin do bi Háman lán dfeirg.

6. Agus bá tarcuisnech leis lám do ċur ann Mordecai na áonar, óir do ṫaisbeanadar muintir Mhordecai dó: uime sin diarr Háman na Iúduiġe uile do sgrios, do bi ar feaḋ ríoġaċta Aharuerus uile, eadhon muintir Mhordecai.

7. Anns an ċéad mi (do bi sin mi Nisan) anns an dara bliaḋain déug don Riġ Aharuerus, do ṫeilgiodar Pur eadhon crannċar, roimhe Háman ó ló go ló, agus ó ṁi go ṁi, gus an dara mi déag, mar atá mi Adar.

8. Agus a dubhairt Háman ris an Riġ Aharuerus; atá pobal áiriġ sgaóilte amuiġ, agus ar na sgaoileadh idir na daóinib a nuile ṗroibinnsi do ríoġaċta, agus atáid a ndliġṫe eagsamhuil ó nuile ṗobal, agus ni ċoiṁéaduid dliġṫe an Riġ: uime sin ni tarba don Riġ a bfulang.

9. Mas toil leis an Riġ, sgríobṫar a ccur ċum báis, agus díolfuiḋ misi deiċ mile tallann airgid a láṁuib na druinge atá a bfuil cúram na cuise, ré na ttabhairt a ttiġṫib ionnmuis an Riġ.

10. Agus do bean an Riġ a ḟáinne dá láiṁ, agus ṫug sé é do Háman, ṁac Ammedata an Tagagitech, náṁuid na Niúduiġeadh.

11. Agus a dubhairt an Riġ ré Háman, tugaḋ an tairgiod agus fós na daoine duitsi, do ḋéanaṁ riu mar is áil leis féin.

12. Ann sin do goireaḋ ar sgribneóirib an Riġ, an treas lá déag don ċéidmi, agus do sgriobaḋ ann sin do réir a nuile neiṫe dar aiṫin Háman dfearuib ionaid an Riġ, agus do na huáċtaránuib do bi ós cionn gach aon ṗroibinnsi, agus do riaġlóirib a nuile ṗobuil gaċ áon ṗroibinnsi, do réir a sgribinn sin, agus ċum gach aon ṗobail do réir a tteangṫa: a nainm an Riġ Aharuerus do sgriobaḋ é, agus do séuluiġeaḋ é le fáinne an Riġ.

13. Agus do cuireaḋ na litreaċa ar siubal le teaċtairib, ċum gaċ uile ṗroibinnse an Riġ, do sgrios, do ṁarbaḋ, agus do ḋiotlaiṫriugaḋ a nuile Iúduiġe, edir óg, agus arsuiġ, ċloinn big, agus mnáoi, a naon ló, eadhon air an treas lá déag don dara mi déag (noċ ar bi mi Adar) agus a ndáil do ṫógbáil súas mar ċreiċ.

14. Cóip na sgribinne do ṫabhairt mar aiṫne ann gaċ aon ṗroibinnsi; do foillsiuġaḋ do nuile ḋuine é, lé a mbéidis réiḋ a ccoinne an láe sin.

15. Do ċúadar na postaḋa amaċ ar na mbrostuġaḋ le haiṫne an Riġ, agus tugaḋ a nfógra ann Súsan an pálás: agus do ṡuiġ an Riġ, agus Háman síos ċum óil, acht do bi an ċaṫair Súsan buáiḋearṫa.

CAIB.

## CAIB. 4.

AN uáir do ṁoṫaigh Mordecai gaċ a ndearnaḋ ann, do ḃris Mordecai a éadach, agus do ċuir sé saicéadaċ uime, agus luaiṫ, agus do ċuaiḋ sé amach a meaḋon na caiṫreaċ, agus déiġ sé lé héiġeam árd searḃ.

2. Agus ṫáinic sé ar cuinne geata an Riġ: óir níor ḟéd aonduine dul a steaċ a ngeata an Riġ ⁊ a mbiaṫh saicéadaċ.

3. Agus ann gach uile ṗroibinnsi a ttáinic aiṫne an Riġ, agus a órduġaḋ, do ḃí caóineaḋ mór a measc na Niúdaiġeadh, agus troscaḋ, agus gul, agus eólċaoine, agus mórán na luiḋe a saicéadaċ agus a luáiṫ.

4. Mar sin ṫangadar cailíniġ Ester, agus a seomradóiriġ, agus dinnsiodar sin dí: ann sin do ḃí an ḃainrioġain lán do ḋoilġios, agus do ċuir sí éadach dfolach Mhordecai, agus do ḃuáin a néadaiġ róin de; aċt níor ġlac seision é.

5. Ann sin do ġoir Ester ar Hatach, áon do seomradóiriġiḃ an Riġ, noċ dórduiġ sé dfeiṫiom uirre, agus ṫug sí aiṫne dó go Mordecai dfaġáil fesa creud í an ċúis, agus creud an táḃbar fá raiḃ sin.

6. Annsin do ċuaiḋ Hatach amach mar a raiḃ Mordecai go sráid na caiṫreach, noch do ḃí ar coinne geata an Riġ.

7. Agus dinnis Mordecai dó a nuile ni dá ttárla dó, agus an tsuim airgid dó ġeall Háman do ḋiol ré hionnmusaiḃ an Riġ, ar son na Niúdaiġeaḋ do sgrios.

8. Mar an ccéadna ṫug sé cóip sgrioḃṫa na gairma do sgrioḃaḋ ann Súsan, ċum a sgrios, dá taisbeanaḋ do Ester, agus dá ḟoillsiuġaḋ dí, agus dá ċur dfiálach uirre dul a steach ċum an Riġ, agus gearán do ḋéanamh ris, agus iarratas do ḋéanamh dá laṫair ar son a daóine.

9. Agus ṫáinic Hatach, agus dinnis sé briaṫra Mhordecai do Ester.

10. Do laḃair Ester a ris ré Hatach, agus ṫug aiṫne dó ċum Mordecai.

11. Atá a ḟios ag seirḃíseaċaiḃ an Riġ uile, agus ag daóiniḃ ṗroibinnseaḋ an Riġ, giḋ bé ar biṫ duine nó mnaói ṫiocfas gus an Riġ don ċúirt is faide a steach, ar nach goirṫear, go ḃfuil aoindliġeaḋ amáin aige, an té sin do ċur ċum báis, aċt amáin an té dá sínfiġ an Riġ amaċ an tslat órda, ionnus go mairfe sé: aċt níor goireaḋ ormsa do ṫeaċt a steaċ gus an Riġ ris an triocad lá so.

12. Agus dinnsiodar do Mhordecai briaṫra Ester.

13. Annsin daiṫin Mordecai a innsin do Ester, ná saóil agad féin go raċaḋ tú as a ttiġ an Riġ níos mó ná na Iúdaiġe uile.

14. Oir má ḃíonn tú a nois ad ṫosd go huile, annsin tiucfaid fuaslaḋ, agus sáoraḋ ⁊ na Iúdaiġiḃ as áit oile, aċt sgriosfuiġṫear tusa agus tiġ haṫar: agus cia agá ḃfuil a ḟios nac fá na leiṫéid so daimsir ṫáinic tú ċum na rioġaċta?

15. Annsin a duḃairt Ester riu, [an freagra so] do ḃreiṫ ċum Mordecai.

16. Imṫiġ, cruinniġ, a ḃfoċair a ċéile a ḃfuil do Iúdaiġiḃ a laṫair a Súsan, agus troiscid ar mo sonsa, agus ná hiṫiġ, agus ná hiḃiḋ a ttrí lá, doiḋċe ná ló; troisgfe misi agus mo ṁaiġdiona mar an gcéadna, agus marsin raċaḋ mé a steach ċum an Riġ, biodh nach do réir an dliġe; agus má imṫiġim, imṫighiom.

17. Marsin dimṫigh Mordecai roimhe, agus do rinne do réir a nuile ni dar aiṫin Ester dé.

CAIB.

## Caib. 5.

ANois tárla ar an treas lá gur ċuir Ester a culaiḋ bainrioġna uimpe, agus do ṡeas a-nsa ċúirt dob ḟaide a steach a ttiġ an Riġ, ṫall as coiṁe ṫiġe an Riġ: agus do ṡuiḋ an Riġ iona ċaṫaóir ríoġa a-nsa tiġ ríoġaṁuil, ṫall as coiṁe ġeata an tiġe.

2. Agus is amhluiḋ bí, a nuáir do ċonnairc an Riġ, Ester an bainrioġan na seasam a-nsa ċúirt, go bfuair sí fabhar iona raḋarc, agus gur ṡín an Riġ ċum Ester an rioghshlat órḋa do bí iona láim: mar sin táinic Ester a ngar ḋó, agus do ben sí re bárr na slaite.

3. Annsin a dubhairt an Riġ ría, créd is áill leat a bainrioġan Ester? agus créd é hiarratus? do bhéarṫar ḋuit é go leiṫ na ríoġachta.

4. Agus do ḟreaguir Ester, má ċítear go maiṫ don Riġ é, tigeadh an Riġ agus Háman a niuġ ċum an ḟleiḋe do ġléas misi ḋó.

5. Ann sin a dubhairt an Riġ, tabhruiḋ ar Háman deiṫnios do ḋéanam, go ndéarna sé mar a deir Ester. Mar sin táinic an Riġ agus Háman ċum na fleiḋe do ġléas Ester.

6. Agus a dubhairt an Riġ re Hester ag fleiḋ an fhíona, créd í haiṫċuinge, agus do ġeba tú í? agus créd é hiarratus? eadhon go nuige leiṫ na ríoġachta coimhlíonfuiġṫear é.

7. Annsin do ḟreaguir Ester, agus a dubhairt, sí maṫċuinge agus miarratus;

7. Má fuáir mé grása a raḋarc an Riġ, agus mas toil leis an Riġ miarratus do ḋeónuġaḋ, agus maṫċuinge do ċoimhlíonaḋ, tigeaḋ an Riġ agus Háman ċum na fleiḋe ġléusfus mé ḋóibh, agus do ḋéana mé a máraċ mar a dubhairt an Riġ.

9. Ann sin do ċuáiḋ Háman amaċ an lá sin gáirdeach, agus maille re croiḋe sólásaċ: aċt a nuáir do ċonnairc Háman Mordecai a ngeata an Riġ, naċ ar ṡeas sé suas, agus nár ċorruiġ sé ar a ṡon san, do bí sé lán dfeirg a naġaiḋ Mhordecai.

10. Tháiris sin do ċuir Háman srian ris féin, agus a nuáir táinic sé ḋá ṫiġ, do ċuir teaċta uaḋ, agus do ġoir ar a ċáirdibh, agus ar a ṁnaoi Seres.

11. Agus dinnis Háman dóibh glóir a ṡaiḋbhriosa, agus iomad a ċloinne, agus na huile neiṫe lér ċuir an Riġ suas é, agus mar ḋárduiġ sé é ós cionn ṗrionnsaḋ agus ṡeirbhíseaċ an Riġ.

12. A dubhairt Háman fós, níor léig Ester an bainrioġan duine a steaċ leis an Riġ ċum na fleiḋe dullmhuiġ sí aċt mé féin, agus atá cuireaḋ agam a máraċ uáiṫe mar an ccéadna leis an Riġ.

13. Giḋeaḋ ní ḋéan so ré ċéile maiṫ ḋam, an fad ċifeas mé Mordecai an Iúduiġe na ṡuiḋe ag geata an Riġ.

14. Annsin a dubhairt Seres a ben, agus a ċáirde uile ris, déantar croch ċaogad cubad ar áirde, agus labhair ris an Riġ a máraċ, go ccroċfuiḋe Mordecai uirre: ann sin éiriġ a steach go súgach ris an Riġ ċum na fleiḋe. Agus do ṫaitin an ní le Háman, agus tug sé fa deara croċ do ḋéanam.

---

## Caib. 6.

ANoiċċesin níor ḟéud an Riġ codladh, agus dáiṫin sé leabhar cuimhne na ccroinicead do ṫabhairt ċuige; agus do léuġeaḋ iad a láṫair an Riġ.

2. Agus do friṫ sgríobhṫa ann, gur bé Mordecai dinnis ar Bhigtana, agus ar Theres, dias do ṡeomra-

dóiriġibh

ḋóiriġib an Ríġ, coiṁéaduiġṫe an doruis, noċ do bí ar tí láiṁ do ċur aṅsa Ríġ Ahasuerus.

3. Agus a dubairt an Ríġ, cred a nonóir nó an mheas tugaḋ ar Mhordecai ar a ṡonsa? aṅsin a dubradar seirbísiġ an Ríġ do ṁinistráil dó, ní ḋearnaḋ ènni ar a ṡon.

4. Agus a dubairt an Ríġ, cia atá aṅsa ċúirt? (a nois táinic Háman aṅsa ċúirt amuiġ do tiġ an Ríġ, do labairt ris an Ríġ do ċroċaḋ Mhordecai ar an ccroiċ do ġléus sé na ċoiṁne.)

5. Agus a dubradar seirbísiġ an Ríġ ris, féuch, atá Háman na ṡeasaṁ aṅsa ċúirt: agus a dubairt an Ríġ, tigeaḋ sé a steach.

6. Aṅsin táinic Háman a steach, agus a dubairt an Ríġ ris, cred do ḋéantar don duine a mbia duil ag an Ríġ onóir do tabairt dó? (Anois do smuáin Háman iona ċroiḋe, cia agá mbiaḋ duil ag an Ríġ a onóruġadh ní sa mó ná misi?)

7. Agus do ḟreagair Háman an Ríġ, ar son an té agá mbia duil ag an Ríġ donóruġaḋ,

8. Tugṫar a núas an ċulaiḋ ríoġa, noċ ġnáṫuiġios an Ríġ díomċar, agus an teach ar a ngnáṫuiġeann an Ríġ marcuiġeas, agus an ċoróin ríoġa, noċ ċuirtear ar a ċeann:

9. Agus tugṫar an ċulaiḋsi, agus an teach a láiṁ aóin do na ṗrionnsaḋaiḃ is mó onóir do ṗrionnsaḋaiḃ an Ríġ, ionnus go ccuirfeaḋ iad uime an duine a mbia duil ag an Ríġ a onóruġaḋ; agus tugṫar ar marcuiġeaċt é ar feaḋ ṡráide na caṫraċ, agus fúagarṫar roime; is mar so do ḋéantar ris an té dá mbia duil ag an Ríġ a onóruġaḋ.

10. Aṅsin a dubairt an Ríġ re Háman, déana deiṫfir, agus glac an ċulaiḋ, agus an teach mar a dubairt tú, agus déana mar sin do Mhordecai an Iúduiġ noċ ṡuiḋios ag geata an Ríġ; ná failliġṫear re héinni dá ndubairt tú.

11. Aṅ sin do ġlac Háman an téadach, agus an teach, agus déaduiġ sé Mhordecai, agus tug leis ar marcuiġeaċt tríd ṡráid na caṫraċ é, agus dfúagair roime, is mar so do ḋéantar ris an nduine is mian leis an Ríġ donóruġaḋ.

12. Agus táinic Mordecai a ris go geata an Ríġ: aċt do riṅe Háman deiṫnios dá tiġ ag déanaṁ dobróin, agus folaċ ar a ċeann.

13. Agus diṅis Háman dá ṁnaói Seres agus dá ċáirdiḃ uile, gach ní dár éiriġ dó. Aṅsin a dubradar a daoine glioca, agus Seres a bean ris, más do ṡíol na Niúduiġeadh Mordecai, re ar ṫosuiġ tú tuitim, ní béara tú buáiḋ na aġaiḋ, aċt is deirb go ttuitfiḋ tú roime.

14. Agus an feaḋ do bádar mar sin ag comráḋ ris, tangadar seomradóiriġ an Ríġ, agus do riṅeadar deiṫfir re Háman do tabairt ċum na fleiḋe do ġléus Ester.

## CAIB. 7.

Mar sin táinic an Ríġ agus Háman ċum na fleiḋe le Hester an bainríogan.

2. Agus a dubairt an Ríġ a ris re Hester ar an dara lá ag fleiḋ a ḟíona, cred é hiarratus a bainríogan Ester? agus do béartar duit é: agus cred é hatċuinge? agus coiṁlionfuiġeor í, da maḋ go leaṫ na ríoġaċta.

3. Aṅ sin do ḟreagair Ester an bainríoghan, agus a dubairt, má ḟuáir mé fabar dot laṫair, ó a Rígh, agus más toil ris an Rígh, tugṫar mo anam dam ar miarratas, agus mo ḋaóine ar matċuinge.

4. Oir do reacaḋ sinn, agus mo ḋaóine, dar sgrios, dar marbaḋ, agus

agus dar ndíoṫlaiṫriuġaḋ: aċt dá
reaċtaoi sinn mar ḋaoirsineaċuiḃ, ni
laiḃeoruinn, máta nár ḃféidir leis an
námhuid dul a muġa an Riġ dairsiog.
5. Annsin do ḟreagair an Riġ Ahas-
uerus, agus a dubhairt re Hester an
bainrioġan, cia hé féin? nó cáit a
ḃfuil an té dá léigfeaḋ a neagla dfa-
ġáil iona ċroiḋe féin sin do ḋénamh?
6. Agus a dubhairt Ester, isé a
neascara agus an námhuid, an droċ-
ḋuinesi Háman. Annsin do ġaḃ eag-
la Háman a ḃfiaḋnuise an Riġ, a-
gus na bainrioġna.
7. Agus ar néirġe don Riġ ó
ḟleiḋ ó nfiona iona ḟeirg, do ċuaiḋ
sé go gáirdin an ṗáláis, agus do
ṡeas Háman suas do ġuiḋe na bain-
rioġna Ester fá na anam: óir do
ċonnairc sé go raiḃ olc dá ṫriall na
aġaiḋ ón Riġ.
8. Annsin dfill an Riġ as gáirdin
an ṗáláis go hionad fleiḋe a nfiona,
agus do ṫuit Háman ar an leabuiḋ ar
a raibh Ester. Annsin a dubh-
airt an Riġ, a néigneoċuiḋ sé an
bainrioġan mar an ccéadna as mo
ċoinne annsa tiġ? ar ndul a nfocail
as béul an Riġ, dfolċadar aġuiḋh
Háman.
9. Agus a dubhairt Harbona, áon
do na seomradóiriġiḃ a ḃfiaġnuise an
Riġ, féuch fós an ċroċ do ċáogad cu-
bad ar áirde, noċ do rinne Háman do
Mhordecai, noch do labhair go maiṫ
ar son an Riġ, atá si na seasamh
a ttiġ Háman. Annsin a dubhairt an
Riġ, croċuiḋ é féin uirre.
10. Marsin do ċroċadar Háman ar
an ccroiċ do rinne sé do Mhordecai.
Annsin do sguir fearg an Riġ.

## Caib. 8.


Nsa ló sin féin ṫug an
Riġ Ahasuerus tigh Há-
man, námhuid na Niúduiġeaḋ,
do Ester an bainrioġan;
agus ṫáinic Mordecai a laṫair an
Riġ: óir dinnis Ester mar do bi sé
ḋi.
2. Agus do ḃain an Riġ a ḟáinne
ḋe, noċ do ḃain sé do Háman, agus
ṫug sé do Mhordecai é, agus do ċuir
Ester Mordecai ós cionn tiġe Há-
man.
3. Agus do labhair Ester fós a
ris a laṫair an Riġ, agus do ṡleaċt
fá na ċosuiḃ, agus do ġuiḋ si é ma-
ille ré déuruiḃ, urċóid Háman an
Hagagiteach, agus an ċealg do ṫriall
sé a naġaiḋ na Niuduiġeaḋh, do ċur
ar ccúl.
4. Annsin do ċonnuim an Riġ a-
mach an rioġslat órḋa a ccoinne Es-
ter. Marsin déirigh Ester, agus
do ṡeas si a bfiaghnuise an Righ.
5. Agus a dubhairt si, más toil
leis an Righ, agus má fuair misi fa-
bar iona raḋarc, agus go bfaic-
ṫear an ni ceart a bfiaghnuise an Riġ,
agus má tá mé taitneamhaċ iona ra-
ḋarc, scriobtar litreaċa Háman mic
Hammedatha a Tagagiteach do ghairm
ar a nais, noċ do sgrioḃ sé do sgri-
os na Niúduigheaḋh, noċ atá a nuile
ṗroibinsiḃ an Righ.
6. Oir cionnus ḟéaduimsi fulang
an tolc noċ ṫiucfas ar mo ḋaoiniḃ
dfaicsin? nó cionnus ḟéaduim sgri-
os mo ċiniḋ dfaicsin?
7. Annsin a dubhairt an Righ A-
hasuerus re Hester an bainrioghan,
agus re Mordecai an Iúduigh, féuċ
ṫug mé do Ester tigh Háman, agus
do ċroċadar é féin san ccroiċ, do
bhriġ gur leag sé a lámh ar na Iúd-
uighiḃ.
8. Scriobhuiḋsi mar an ccéadna

ar son na Niúduiġeaḋ, mar is mian libh féin, a nainm an Ríġ, agus séulaiġ é le fáinne an Ríġ; óir an sgríbhinn sgríobhthar a nainm an Ríġ, agus séulaiġthear lé fáinne an Ríġ, ni féadann éinduine * a filleaḋ a ais.

* Feuch. Caib. 1. 19.

9. Ann sin do goireaḋ sgríbhneóiriḋ an Ríġ san nam sin ar an treas mí (si sin an mí Siban) ar an treas lá fiċċiod don ṁí sin, agus do sgríobhaḋ (do réir a nuile ní dá ttug Mordecai úaḋ) ċum na Niuduiġeaḋ, agus ċum fearaḋ ionaḋ an Ríġ, agus na mbreiṫeaṁan, agus úaċtaráin na bproiḃinnseaḋ, noċ atá ón India go nuige Etiópia, céud agus fiċe agus seaċt bproiḃinnsi, ċum gaċ áon proiḃinnsi, do réir a sgríbhinne sin, agus ċum gaċ éinpoḃail do réir a ttengṫa, ċum na Niuduiġeaḋ do réir a sgríbhinne, agus do réir a ttengṫa.

10. Agus do sgríoḃ sé a nainm an Ríġ Ahasuerus, agus do ṡéulaiġ an sgríbhinn lé fáinne an Ríġ, agus do ċuir sé litreaċa lé postuiḃ úaḋ ar eaċuiḃ, agus marcsluag ar ṁuilliḃ, agus ar ċámalluiḃ, agus ar eaċuiḃ óga ċoimlionga.

11. Ionnta sin ḋáontuiġ an Ríġ do na Iúduiġiḃ, ann gaċ áon ċaṫruiġ a rabadar iad féin do ċruinniuġaḋ a bfoċair a ċéile, agus seasaṁ ar son a nanma, do ḋíoḃaḋ, do ṁarḃaḋ, agus do sgrios cuṁaċt an poḃail, agus na proiḃinnse uile do ċuirfeaḋ na naġaiḋ, a ndaoine beaga aṁáon, agus a mná, agus a néadáil do ḃuain ḋíoḃ mar ċreiċ;

12. Anáon ló, a bproiḃinnsiḃ an Ríġ Ahasuerus, eaḋon ar an treas lá déug don dara mí déag, noċ isí mí Adar.

13. Cóip na sgríbhne do ṫabairt mar aiṫne ann gaċ áon proiḃinnsi, dá foillsiuġaḋ do nuile poḃal, agus go mbéidís na Iúduiġe réiḋ a ccoinne an láe sin dá ndioġailt féin ar a naimdiḃ.

14. Marsin do ċuadar amach na postaḋa do bi ar muin ṁúilliḋ agus ċámall, ar na ndeiṫfriuġaḋ, agus ar an mbrostuġaḋh ar siubal le haiṫne an Ríġ, agus tugaḋ a nfógra a Súsan an pálás.

15. Agus do ċuáiḋ Mordecai a mach as laṫair an Ríġ, a néadach ríoġa, do ġorm agus do bán, agus maille re mórċoróin óir, agus le culaiḋ lineuduiġ fínealta, agus purpair; agus do ġáirdiġ caṫair Shúsan, agus do bí sí lúaṫġáireaċ.

16. Fúaradar na Iúduiġe solus, agus gáirdeaċus, agus sólás, agus onóir:

17. Agus ann gach áon proiḃinnsi, agus ann gaċ áonċaṫruiġ, gidh bé áit a ttáinic aiṫne an Ríġ, agus órduġaḋ, fúaradar na Iúduiġe gáirdeaċus, agus lúaṫġáir, féusta, agus lá maiṫ: agus tangadar mórán do ṁuintir na tíre do beiṫ na Niúduiġiḃ, óir do luiġ eagla na Niúduiġeaḋ orra.

## CAIB. 9.

ANois ansa dara mí déag (do bi sin mí Adar) ar an treas lá déag ḋí, a nuair do bi aiṫne an Ríġ, agus a órduġaḋh a ngar ré a ccur a ccrich, ansa ló ar saóileadar naimde na Niuduiġeaḋ cuṁaċt dfaġáil ós a ccionn; (matá gur hiompóiġheaḋ é go contrarḋa, go raiḃ buáiḋ ag na Iúduiġhiḃ ós cionn na muintire noċ do fúaṫuiġh iad)

2. Do ċruinniġeadar na Iúduiġhe iad féin a ccionn a ċéile iona ccaiṫreaċaiḃ ar feaḋ uile proiḃinnseaḋ an Rígh Ahasuerus, do ċur a láime ansa druing do ṫagair a ndoċar do ḋéanaṁ; agus níor féud áonduine seasaṁ riu: óir do ġab eagla gach uile poḃal rompa.

3. Agus

3. Agus do ċongnuigheadar uaċtaráin, agus maoṫláirigh, agus breiṫeamhain, agus oifigiḋ an Righ leis na Iúduighibh, do bhrigh gur luiḋ egla Mhordecai orra.

4. Oir ba mór Mordecai a ttigh an Righ, agus do ċuaiḋ a ċlú amaċ ar feaḋ na nuile ṗroibhinsi: óir do fás an duine si Mordecai ní sa mó, agus ní sa mó.

5. Mar so do ḃuailedar na Iúduighe a naimde uile le buille an ċloiḋim, agus le hár, agus le sgrios, agus do rinneadar mar buḋ toil léo ris an luċt do ḟúaṫuigh iad.

6. Agus an Súsan an pálás, do marḃadar na Iúduighe, agus do mhuigheadar cúig céud fear.

7. Agus Parsandata, agus Dalphon, agus Aspata,

8. Agus Porata, agus Adaliah, agus Aridata,

9. Agus Parmasta, agus Arisai, agus Aridai, agus Uaiesata,

10. Deiċ mic Háman mic Hammedata, námhuid na Niúduigheadh, do marḃadar iad, aċt ar a nedáil níor leagadar a lámh.

11. Tugaḋ an lá sin a láṫair an Righ uimhir na méide do marḃaḋ an Súsan an pálás.

12. Agus a dubhairt an Righ re Hester an bainrioghan, do marḃ agus do sgrios na Iúduighe cúig céud fear an Súsan an pálás, agus deiċneamhar mac Háman; cred do rinneadar annsa ċuid oile do ṗroibhinsibh an Righ? anois cred í hatċuinge? agus do bhéarthar duit í: nó cred é hiarratus ní is mó? agus do dhéantar é.

13. Ann sin a dubhairt Ester, más toil leis an Righ, tugthar cead do na Iúduighibh atá an Súsan sin do dhéanamh a máraċ mar an ccéadna do réir órduighthe an láe si, agus croċtar deiċneamhar mac Háman annsa ċroiċ.

14. Agus do áiṫin an Righ a dhéanamh mar sin: agus tugadh a nórdughadh an Súsan, agus do ċroċadar deiċ mic Háman.

15. Oir do ċruinnigheadar na Iúduighe do bhí an Súsan iad féin a ccionn a ċéile ar an cceaṫramhaḋ lá déag don mí Adar mar an gcéadna, agus do marḃadar trí céad fear an Súsan: aċt níor leagadar a lámh ar a nedáil.

16. Aċt na Iúduighe uile do bhí a bproibhinsibh an Righ, do ċruinnigheadar iad féin a ccionn a ċéile, agus do sheasadar ar son a nanma, agus fuaradar ciúnas ó na naimdibh, agus do marḃadar dá neascáiridibh seaċtmoghad agus cúig míle: aċt níor leagadar a lámha ar an ccreiċ.

17. Ar an treas lá déag do mí Adar, agus ar an cceaṫramhaḋ lá déag don mí céadna do sochruigheadar, agus do rinneadar lá féusta, agus sólais de.

18. Aċt na Iúduighe do bhí an Súsan do ċruinnigheadar a bfoċair a ċéile ar an treas lá déag don mí sin, agus ar an cceaṫramhaḋ lá déugh di, agus ar an ccúigeaḋ lá déug don mí céadna, do suaimhnigheadar, agus do rinneadar de lá féusta, agus sólais.

19. Uime sin do rinneadar Iúduighe na mbailteaḋ mbeag do ċomhnuiḋ a mbailtibh gan ballaḋa, an ceaṫramhadh lá déag do mí Adar na lá lúaṫgháire agus féusta, agus na lá maiṫ, agus do ċur oirċiseaċt ċum a ċéile.

20. Agus do sgríobh Mordecai na neithesi, agus do ċuir sé litreaċa ċum na Niúduigheaḋ do bhí a nuile ṗroibhinsibh an Righ Ahasuerus a bfogus, agus a ccéin,

21. Dá búanughadh so na measc, go ccoimheudoís an ceaṫramhaḋ lá déug don mí Adar, agus an cúigeaḋ lá di gaċa bliadhna:

22. Mar na láeṫe ar suaimhnigheadar na Iúduighe ó na naimdibh, agus an mí do hiompóigheaḋ ċuca ó dhólás go sólás, agus ó dhóbrón go lá maiṫ: go ndéindís díobh láeṫe féasta, agus gáirdeaċais, agus oirċiseaċt do ċur ċum a ċéile, agus tiodhlaicte ċum na mboċt.

23. Agus do ġabadar na Iúdaiġe orra féin a ḋéanam mar do ṫosuiġeadar, agus mar do scriobh Mordecai ċuca.

24. Do bríġ gur ṫriall Háman mac Hammedata an Tagagiteċh námhaid na Niudaiġeadh uile, a naġaiḋ na Niudaiġeadh ċum a sgriosta, agus gur ṫeilg Pur (eadhon crannċar) dá ndiotuġaḋ, agus dá sgrios.

25. Acht a nuáir ṫáinic Ester a laṫair an Riġ daiṫin sé le litreaċaibh an droiċṫionnsgnam do ṫriall sé a naġaiḋ na Niudaiġeadh ḋfilleadh ar a ċeann féin, agus é féin agus a ṁic do ċroċaḋ san ccroiċ.

26. Ar a naḋbarsin do ġoireadar Púrim do na láeṫibsin ón nainm Pur; uimesin ar son briaṫar na litreach, agus ar son gaċ neiṫe dá bfacadar a ttáob a naḋbairsi, agus noch ḋeirig dóib,

27. Dórdaiġeadar na Iúdaiġe, agus do ġabadar orra féin, agus ar a sliocht, agus ar gach uile duine dá cceangeoladh riu, ionnus naċ bfailleocḋaoi é; go ccoiṁeadfaidis an dá lá so, do réir a scribinne, agus do réir a nuáire ciṅte gaċa bliadna:

28. Agus go ccuimneocḋaoi na láeṫesi, agus go ccoiṁeadfuiḋe iad ar fad gaċ ſingeineluiġ, gaċ ſintreibe, gaċ ſintire, agus gaċ ſneaiṫreaċa; ⁊ naċ bfailleocḋaoi na láeṫeso Púrim ó beiṫ a measc na Niudaiġeadh, nó a ccuimne do ḋul a mbáṫaḋ ó na siol.

29. Ann sin do scriob Ester an bainriogan ingean Abihail, agus Mordecai an Iúdaiġ, maille ris a nuile úġdarrás ċum an dara litresi Phúrim do ḋaingniuġaḋ.

30. Agus do ċuir sé na litreaċa ċum na Niudaiġeadh uile, ċum na ccéud agus na seacht bprobinnseḋ fiċiod rioghachta Ahasuerus, maille re briaṫraiḃ siotċána, agus firinne:

31. Do ḋaingniuġaḋ na láeṫeso an Phúrim, iona naimsearaib [ciṅte] do réir mar do aiṫin Mordecai an Iúdaiġ, agus Ester an bainriogan dóib, agus mar do órdaiġeadar ar a son féin, agus ar son a sil; aḋbar a ttroisge agus a ngeráin.

32. Agus do ḋaingniḋ órduġaḋ Ester na cúrsaso an Phúrim, agus do scriobaḋ ann sa leabar é.

## CAIB. 10.

AGus do ċuir an Riġ Ahasuerus ḋubċios ar a ḋúiṫċe, agus ar oileanaiḃ na fairge.

2. Agus gniomha a neirt uile, agus a ċumaċta, agus foillsiuġaḋ ṁeud Mhordecai, iona ndearna an Riġ mór é, naċ bfuilid siad scriobṫa a leabar croinice Riog na Media agus na Persia.

3. Oir do bé Mordecai an Iúdaiġ dob foisge don Riġ Ahasuerus, agus buḋ mór é a measc na Niudaiġeḋ, agus geanamuil ag iomadamlaiġ a ḋearbraiṫreach, ag iarraiḋ maiṫeasa dá ḋáoinib, agus ag labairt siotċána dá sliocht féin uile.

1 Riogh. 2
0. 13.

leab-

# Leabhar Iob.

## Caib. I.

*Caib. 2. 3.
Do bhí duine a bhfearann Hus,
dar bhainm Iób, agus do bhí
an té sin * iomlán, agus
díreach, agus neach ar a raibh
eagla Dé, agus do sheachnadh olc.
2. Agus do rugadh mórseisior
mac dó, agus triur ingean.
3. Do bhí a mhaóin mar an ccéadna
seacht míle cáora, agus trí mhíle cá-
mhall, agus cúig céad cúpla dam, a-
gus cúig chéad asal-bainion, agus
teaghlach romhór: ionnus gur bhé an
fear so duine budh mó don taóibh soir
uile.
4. Agus dimthighedís a chlann, agus
do nidís fleadh iona ttighthibh, lá ar
gach áon díobh, agus do chuiredís fios
agus do ghoiredís ar a ttriur deirbh-
seathrach oíche agus dól na bhfo-
chair.
5. Agus is amhlaidh bhí, a nuáir do
thiaghadh láethe a bhfleidhe timchioll,
go ccuireadh Iób fios [orrtha], agus go
náomhuigheadh sé iad, ⁊ go néirgeadh sé
sasa moch na maidne, ⁊ go nofráladh
séiodhbartha loisge, do réir a nuibhire
uile: óir a deireadh Iób, do bféidir
1 Riogh. 21. 0. 13. gur pheacuigheadar mo mhic, agus gur *
mhalluigheadar Dia iona ccroidhthibh: mar-
so do nídh Iób go gnáthach.
6. Anois do bhí lá, an tan than-
gadar mic Dé dá ttaisbeanadh féin a
láthair an Tighearna, agus tháinic Sá-
tan mar an gcéadna na measc.
7. Agus a dubhairt an Tighearna re
Sátan, cáit as a ttig tusa? ann-
sin do fhreagair Sátan don Tighearna, a-
gus a dubhairt, ó bheith ag imtheacht fá
ccuáirt ar fead * na talmhan, agus * 1. Pet 5. 8.
ó shiubhal síos ⁊ súas ann.
8. Agus a dubhairt an Tighearna re
Sátan, ar mheas tú mo sheirbhfoghan-
tuigh Iób, nach bhfuil áon cosmhuil ris
ar an ttalamh, duine iomlán díreach,
aon ar a bhfuil eagla Dé, agus sheachnas
olc?
9. Annsin do fhreagair Sátan don
Tighearna, agus a dubhairt, an gan ádh-
bhar atá eagla Dé ar Iób?
10. Nach ndearna tusa fál na
thimchioll, agus a ttimchioll a thighe,
agus timchioll a nuile ní dá bhfuil aige
ar gach aon táobh? do bheannuigh tú
oibreacha a lámh, agus do mhéaduigh
tú a mhaóin annsa tír.
11. Acht a nois sin do lámh, agus
leag i ar a bhfuil aige, agus mailleo-
chaidh sé thú ad aghaidh.
12. Agus a dubhairt an Tighearna re
Sátan, féuch atá a bhfuil aige uile
fad chumhachtaibh: amháin ar féin ná
sín do lámh; mar sin dimthigh Sátan
amach as láthair an Tighearna.
13. Agus do bhí lá ar a raba-
dar a mhic agus a inghíona, ag ithe,
agus ag ól fíona, a ttigh a ndearbh-
rathar fá sine.
14. Agus tháinig teachtaire go Iób,
agus a dubhairt, do bhádar na daimh
ag treabhadh, agus na hasail ag in-
ghilt, láimh riu:
15. Agus thangadar na Sabeánuigh
orrtha, agus rugadar léo iad, do mhar-
bhadar fós na seirbhisigh le fáobhar
an chloidhimh, agus tháinic mise amháin
am áonar as, dá innisin duit.
16. An fead do bhí sé fós ag la-
bhairt, tháinic mar an ccéadna duine eile,
agus a dubhairt, do thuit teine Dé ó
neamh, agus do dhóich sí na caóiruigh uile,
agus na seirbhisigh, agus do loisc
iad

iad, agus misi amáin ṫáinic as am áonar, dá innisin duit.

17. An feaḋ do bi sé marso ag comráḋ, ṫáinic mar an ccéadna duine oile, agus a dubhairt, do rinneadar na Cailḋéanuiġ tri bana súas, agus do lingeadar ar na cámalluiḃ, agus rugadar léo iad, do ṁarbadar fós na searbḟoganta le faobar an ċloiḋim, agus ṫáinic misi amáin am aonar as, dá innisin duit.

18. An feaḋ do bi sé fós ag comráḋ, ṫáinic duine oile mar an ccéadna, agus a dubhairt, do ḃádar do ṁic agus hinġeana ag iṫe, agus ag ól fiona a ttiġ a ndearbraṫar fá sine:

19. Agus féuch ṫáinic gáoṫ ṁór ón bfásach, agus do buáil sé ceiṫre coirnéil an tiġe, agus do ṫuit sé ar na hógánuiḃ, agus atáid marḃ, agus ṫáinic misi amáin am áonar as, dá innisin duit.

20. Annsin d'éiriġ Iób, agus do réub sé a ḟalluing, agus do ḃearr sé a ċeann, agus do ṫuit sios ar an ttalam, agus do aḋair sé,

21. Agus a dubhairt, * tárnoċt ṫáinic mé amaċ as broinn mo ṁáṫar, agus tárnoċt ḟillfios mé ann a rís: sé an Tiġearna ṫug ḋam, agus sé an Tiġearna rug leis: go madh bean-uiġ ainm an Tiġearna.

* Eccles. 5. 15. 1 Tim. 6, 7.

22. Níor ṗeacuiġ Iób annso uile, ni mó do ċuir leime a leiṫ Dé.

---

CAIB. 2.



DO bi lá a rís a nuáir ṫangadar mic Dé dá ttaisbeanaḋ féin a laṫair an Tiġearna, agus ṫáinic Sátan mar an ccéadna dá ṫaisbéanaḋ féin a laṫair an Tiġearna.

2. Agus a dubhairt an Tiġearna re Sátan, cáit as a ttig tusa? * agus do ḟreagair Sátan don Tiġearna,

* Caib. 1. 7.

agus a dubhairt, ó imṫeaċt fá ccuáirt ann sa talum, agus ó ṡiubal síos agus suas ann.

3. * Agus a dubhairt an Tiġearna re Sátan, nar ṁeas tú móglaċ Iób, naċ bfuil áon cosṁuil ris ar an ttalam; duine iomlán díreach, áon ar a bfuil eagla Dé, agus seaċnus olc? agus ċongṁus a iomláine go daingion a ccomnuiḋe, biodh gur ċorruiġ tusa misi na aġaiḋ, dá sgrios gan aḋbar. * Caib. 1. 1. & 8.

4. Agus do ḟreagair Sátan don Tiġearna, agus a dubhairt, croicionn ar son croicinn, a bfuil ag duine do ḃéaraḋ sé as a anam é.

5. Aċt cuirse amaċ do lám anois, agus bain re na ċnáim, agus re na ḟeóil, agus mailleoċaiḋ sé tú ad ḃaġaiḋ.

6. Agus a dubhairt an Tiġearna re Sátan, féuch atá sé ann do láimse; aċt amáin cáomuin a anam.

7. Annsin do ċuáiḋ Sátan amaċ ó laṫair an Tiġearna, agus do ḃúail sé Iób le neascóidiḃ doilġe ó ḃonn a ċoise go baiṫis a ċinn.

8. Agus do ġlac sé sgriobán dá sgriobaḋ féin leis, agus do ṡuiḋ sé síos ar fud na lúaiṫa.

9. Annsin a dubhairt a bean ris, an ccongṁann tusa hiomláine a ccomnuiġe, mallaiġ Dia, agus éug.

10. Aċt a dubhairt seision ria, labra tú mar labrus áon do na mnáib amaideaċa: cred so? an nglacfum maiṫ as láim Dé, agus naċ ngéubam olc úaḋ? annso uile níor ṗeacuiġ Iób le na ḃéul.

11. Anois a nuáir do ċúaluiḋh triúr caraḋ Iób an tolcso uile ṫáinic air, ṫáinic gaċ aon aca ón áit féin: Eliphas an Tamaniteach, agus Bildad an Suhiteaċ, agus Sophar an Naamatiteach; óir do rinneadar ionad coinne re ċéile do ṫeaċt do ḋéanam doilġis leis, agus dá ċomfurtaċt.

12. Agus a nuáir do ṫógbadar a súile súas a ccéin, agus nár aiṫinġeadar é, do ṫógbadar a nguṫ ós áird,

áird, agus do ġuilẽdar, agus do réub gach áon díob a ḟalluing, agus do ċroiṫẽdar luáiṫreaḋ ⁊ a ccinnib léṫ re neiṁ.

13. Ann sin do ṡuiġẽdar síos na ḟocair ar an ttalaṁ ⁊ re ṡeaċd lá, agus ṡeaċd noiḋċe, agus níor labair áondvine focal ris: óir do ċonnċadar gur romór a ḋoilġios.

## CAIB. 3.

Na ḋiáiġ so ḋfoscuil Iób a ḃéul, agus do ṁalluiġ sé a lá.

2. Agus do labair Iób, agus a dubairt;

*Caib. 10. 18, 19. Ier. 20, 14.

3. * Imṫiġeaḋ sgċaḋ an lá iona rugaḋ mé, agus a noiḋċe iona ndubraḋ, atá leanab mic ar na ġineaṁ ann.

4. Bioḋ an lá sin na ḋorċadas, ná cuireaḋ Dia beann air ó neaṁ, agus ná lonruiġeaḋ an solus air.

5. Agraḋ dorċadas agus scáile an báis é, comnuiġeaḋ néull air, uaṁnuiġeaḋ dorcadas an laé é.

6. Ar son na hoiḋċe sin, sealbuiġeaḋ dorċadus í, ná ceangaltar í do láeṫib na bliaḋna, ná tigeaḋ sí a nuiṁir na mios.

7. Féuch, bioḋ a noiḋċesin aonránach, ná tigeaḋ áon guṫ sóláṡach inte.

8. Malluiġdis an drong malluiġios an lá í, noċ atá réiḋ do ṫógbáil a ndóbróin súas.

9. Bidis réulta a caṁaoire dorċa, bioḋ suil re solus aice, aċt ná faġaḋ é, nárab mó do ċife sí éirġe an laói.

10. Do ḃriġ nár iáiḋ sí súas doirse broinn mo [ṁaṫar], nár ċeil sí doilġios óm ṡuilib.

11. Creud nár éug mé ar tteaċt as an mbroinn? creud naċ bfuáir mé bás a nuáir ṫáinic mé amaċ as an mbolg?

12. Creud fár ṫoirmiosgadar na glúine mé? nó creud far [tugadh dam] na cíoċa do ḋiuġalfainn?

13. Óir do ḃéinn anois am luiġe go suaimneaċ, agus do ḃéinn ciuin; do ċodéolainn, ansin do ḃéinn am ċomnuiḋe;

14. A bfoċair Ríog agus ċomairleċ na talman, do rinne áite uáigneaċa dóib féin:

15. Nó a bfoċair prionnsaḋ agá raib ór, noċ do lion a ttiġṫe le hairgiod.

16. Nó mar ḃreiṫ folaiġṫe gan ionbuiḋ ni ḃéinn ann; mar naoiḋeanuiḃ, naċ bfacaiḋ an solus a riaṁ.

17. Ann sin scuirid na droċ ḋaoine do ḃuaiḋirt: agus ann sin bíos na daóine cortta na ccomnuiġe.

18. Ansin suaimniġid na prioṡúnuiġ a bfoċair a ċéile, ni ċluinid siad guṫ an millteóra.

19. Atá an beag agus an mór ansin, agus atá an seirbḟoġantuiġ sáor ó na ṁaiġistir.

20. Creud as a ttugṫar solus don ti atá a ttruáiġmeile, agus beaṫa don tseirb ann anum?

21. Noċ lear mian bás, as ni ṫig sé, agus ṫoċlas dá iarruiḋ, nisa mó ná ciste foluiġṫe.

22. Noch ġáirdiġios go hiomarcaċ, agus ar a mbi luáṫġáir a nuáir do ġeabuiḋ an uaig.

23. [Creud as a ttugṫar solus] do ḋuine agá bfuil a sliġe ar ceilt, * agus noċ do iáiḋ Dia a steiġ?

24. Óir ṫig mo uchbaḋach suil iṫim, agus mo nuálġuba ar na ndórtaḋ amaċ amuil uisceaḋa.

25. Óir an ni dob eagal liom go mór, ṫáinic sé orum, agus an ni roime ar uáimniġ mé, ṫáinic sé ċugam.

26. Ni raib mé a ndaingion, ni mó do bi suáimnios agam, ni mó do bi mé ciuin: gíoḋeaḋ ṫáinic buaiḋreaḋ.

## CAIB. 4.



ANsin do ḟreagair Eliphas an Temaniteach, agus a dubhairt,

2. Má ċuirmid romhuinn comhráḋ do ḋénamh riot, an mbiaiḋ doilġios ort? acht cia ḟéadus é féin do ċoṁgmháil ó labhairt?

3. Féuch, do ṫeagaisg tú féin mórán, agus do neartuiġ tú na láma laga.

4. Do ċongmhadar do bhriaṫra súas an té do bhí ag tuitim, agus do neartuiġ tú na glúine fanna.

5. Acht anois ṫáinic sé ort féin, agus do ṫéid tú a nanbhfainne; do bhean sé riot, agus atá tú buaiḋearṫa.

6 Nach í so heagla, do ḋóċċus do ḋóiġ, agus fíreuntas do sliġṫeach.

7. Cuimniġ, iarruim dhatċuinge ort, cia sgriosaḋ a riamh, ar mbeiṫ neamhċiontaċ? nó cáit ar gearraḋ a maċ an fíréun?

8. * Do réir mar do ċonnarc mise an drong ṫreabhus éiccert, agus ċuirios olc, beanaid an ní céadna.

9. Le séideaḋ Dé imṫigid siad, agus le hanáil a ṗolláireaḋ marbhṫar iad.

10. Núaill an leomhuin, agus guṫ an leomhuin ḋíscir, agus fiacla na leomhan óg brisṫear iad.

11. Téid an seanleomhan a muġa do ḋíṫ creiċe, agus a táid cuiléin an leomhuin ċurata sgarṫa ó ċéile.

12. Anois tugaḋ ní go folluiġṫeaċ ċugamsa, agus do ġabh mo ċlúas beagán de.

13. A smuainṫiġṫib ó ḟísib na hoiḋċe, a nuáir ṫuitios codhlaḋ trom ar na daóinib.

14. Tháinic eagla orum agus criṫ, noċ do ċuir mo ċnáma uile ar criṫ.

15. Ansin do ġabh spiorad ṫorum ar maġuiḋ, do ṡeas gruag mo ċuirp súas.

16. Dfan sé na ṡeasamh, as níor bhféidir liomsa a ḟoirm daiṫniuġaḋ; do bhí íomáiġ ar coinne mo ṡúl, do bhí tost ann, agus do ċúala mé guṫ [ġa ráḋ,]

17. An mbia duine marbhṫaċ ní as ceirte ná Dia? an mbiáiḋ duine ní as fiorġlaine ná a ċruṫuiġeóir?

18. Féuch, ní * ċuireann sé táobha ar biṫ iona ṡeirbhíseachuibh, agus cuiriḋ sé leime a leiṫ a aingiol.

19. Cá ṁéad ní sa luġa ansa droing áiṫreabhas * a ttiġṫib criaḋ, agá bhfuil a mbunáit ansa luaiṫreaḋ, noċ bhruiġṫear roimhe an míol crion?

20. Atáid ar na sgrios ó ṁaidin go nóin, agus imṫigid go bráṫ gan neach dá ccronuġaḋ.

21. Nach imṫiġeann sgéaḋ an toirdhearcus atá ionnta? éaguid fós gan eagna.

* Seanraite 22. 8. Ose. 10 13.

* Caib. 15. 15. 2 Phead. 2. 4.

* 2 Corin. 5. 1.

## CAIB. 5.



GOir a nois ma atá duine ar biṫ ḟreigeoras tú, agus cia aca do na náomhuibh ċum a bhfillfe tú?

2. Oir marbhuiḋ a nfearg an duine amadánta, agus marbhuiḋ an fuaṫ an duine éittreorach.

3. Do ċonnarc mé an téigcrionach ag glacaḋ fréime: as ar ball do ṁalluiġ mé a áiṫreabh.

4. Atáid a ċlann a bhfad ó ḋaingion, agus atáid bruiṫe san ġeata, ní mó atá aoinneach dá ttárṫáil.

5. Oir iṫionn an tocraċ a bhfoġmhar súas, noċ beanas sé as na droiġnib, agus sluiġid an sladmóir suas a ṁaóin.

6. Ma atá nach ttig aindeisi amaċ as an luaiṫreaḋ, agus nach bhfásann buaiḋreaḋ as an ttalamh:

7. Acht ċeana rugaḋ an duine ċum buaiḋearṫa, mar éirgid an driṫleanna súas,

8. Do ghuidhfinn cum Dé, agus is a leith Dé do chuirfinn mo chúis:

*Caib. 9. 10. Psal. 72. 18. Rom. 11. 33. 9. * Noch do ni neithe móra do-sgrúdta, neithe iongantacha gan áiremh.

10. Noch do bheir fearthuinn ar an ttalamh, agus chuireas uisgeadha ar na macháiribh:

*Psal. 113. 7. 1 Sam. 2. 7. 11. * Do chur na ndrung bhíos ísiol, súas go hárd, chor go ndáirdeochtaoi an drung chumhthach a ndaingion.

*Nehe. 4. 15. Psal. 33. 10. Isa. 8. 10. 12. * Toirmiosgidh sé tionnsgnadha na meabhlach, ionnus nach bhfeudaid a láma a ttionnsgnadh do choimlíonadh.

*1 Cor. 3. 19 13. * Gabhaidh sé na heagnaidhe iona ngliocas féin: agus beirthior comhairle an deithnesaigh ré fánaidh.

*Deut. 28. 29. 14. * Teagmhaid an dorchadas riu a naimsir an laói, agus do nid smeuradas san meadhon laé amhail an sa noidhche.

15. Acht do ni díden don bhocht ar an cclaidheamh, ó na mbéul, agus ó láimh na ccumhachtach.

*Psal. 107. 42. 16. * Mairsin atá dóigh ag an mbocht, agus stopaidh an éiceart a bhéul.

*Seanraite. 3. 12. *Seam. 1. 12. Eabh. 12. 5. Taisbean 3. 19. 17. * Féuch, is sona an té smachtuighes Dia, uime sin ná tarcuisnigh smachtughadh a nuilechumhachtaigh.

*Deut. 32. 39. 1 Sam. 2. 6. Isa. 30. 26. Hos. 6. 1. 18. * Oir gortaighidh sé, agus ceanglaidh súas, loitigh sé, agus do nid a láma féin slán.

*Psal. 91. 3. 19. * Saórfa sé thú a sé buaidhearthaibh, fós a sacht ní bhenfa olc riot.

20. A ngorta fuásgeóla sé thú ó bhás: agus a ccogadh ó chumhachtaibh an chloidhimh.

21. Foileochthar thú ó sciúrsa na teangtha; ní mó bhias eagla an sgriosta ort a nuair thiucfas sé.

22. Fá sgrios agus fá gorta do dhéana tú gáire: ní mó bhias eagla beathadhach na talmhan ort.

*Hos. 2. 18. 23. * Oir biáidh tú a síothcháin re clochaibh an mhachaire, agus beid beathaigh an mhachaire síothach riot.

24. Agus aitheonaidh tú go mbiáidh do thabernacuil a síothcháin, agus fiachfuidh tú do bheith ar do bhunadh, agus ní dhéana tú peacadh.

25. Aitheonaidh tú mar an cceadna go mbia do shíol mór, agus do shliocht mar féur na talmhan.

26. Tiucfaidh tú cum huaighe a naóis iomláin, amhail thig síog arbha a sdeách a nam iomchubhaidh.

27. Féuch so, do sgrúdamar é, is marso atá; éist é, agus biodh a fhios agad ar mhaith riot féin.

## CAIB. 6.

Acht do fhreagair Iob, agus a dubhairt,

2. Uch, gan mo dhoilgios ar na chomthromadh tromhach, agus mo thruáighmhéile ar na chur a meadhaigh a neinfheacht.

3. Oir a nois budh truime é ná gainemh na fairge: uime sin atáid mo bhriathra ar na slugadh súas.

4. * Oir atáid soigheada a nuilechumhachtaigh ionnam a sdigh, ibhidh a nimhsin mo spiorad súas; cuirid uathbháis Dé iad féin a nórdughadh am aghaidh. *Psal. 38. 2.

5. A ndéin an tasal fiadháin seitreach a nuáir bhíos féur aige? nó an ngéimionn an damh ós cionn a bhídh?

6. An féidir an ni neimhblasta d'ithe gan salann? nó an bhfuil blas ar bith a ngealán na huighe?

7. Na neithe ren dhiúlt manum buáin, atáid mar mo bhiadh dobhrónach.

8. Uch, nach bhfagainn maitheamhnughe, agus go ndeonaigheadh Dia dam an ní le a bhfuil mo shúil.

9. Eadhon go madh toil lé Dia mo bhrughadh, go sgaóileadh sé a lámh, agus mise do gearradh amach.

10. Ann sin do gheabhainn cabhair fós; ad-eóradh do chruáidheochainn mé féin a ndobhrón; ná coigleadh sé, oir níor cheil

mē briaṫra an naóim náoṁṫa.

11. Cred ē mo neart, as a mbiaṫ dóċċus agum? agus cred ē mo ċrioċ deiġionaċ, as a bfaideoċuinn mo beaṫha?

12. A né mo neart, neart na cclоċ, no an bfuil mfeóil do ṗrás?

13. Nach bfuil mo ċabhair ionnam? agus an bfuil meagna ar na breiṫ uáim go hiomlán?

14. Don ti ar ambi buáidhreaḋ, do buḋ cóir da ċarruid a ṫruaighe; acht tréigiḋ sē eagla a nuile ċumhachtaigh.

15. Do friṫ mo ḋearbráiṫre go feall-taċ orum mar ṡruṫ, agus mar ṫuile sroṫa tigid ṫort:

16. Noċ atá dorċa do briġ na hoiḋre, agus ann a bfuil an sneachta a bfolach.

17. Giḋ bē uáir ḟásaid siad te, tiaġuid as: a nuáir bid te, muġaid-ṫear as a náit iad.

18. Do hiompoiġeaḋ casán a sliġ-eaḋ do leataoiḃ, tiaġuid a neimni, a-gus éugaid;

19. Dfeuċadar ċoimṫionól Thema, do feiṫeadar cuideachta Sheba orra.

20. Do sgannruiġeaḋ iad do briġ go rabadar dóċċusach: ṫangadar don náit sin, agus do bi náire orra.

21. Oir anois ni huile ni sib; do ċiti mo ṫeilgionsa sios, agus atá eagla or-uib.

22. A nduḃairt misi, tabhruiḋ ċugam? nó tugaiḋ luáiḋeachd ar mo son dá bur maoin?

23. Nó saoruiḋ mē ó láim na ná-maḋ, nó fuasgluiḋ mē ó láim an ċu-maċtuiġ.

24. Teaguisg mē, agus coimeoċuiġ mē mo ṫeanga na tosd: agus tabhruig orum a ṫuigsin cáit a ndearna mē seaċrán.

25. Creḋ ē neartṁuire na mbria-ṫar ccert? acht creḋ an ni iṁdear-gus bur naiġnios?

26. An saoilti briaṫra dioṁaiṫ-ṫiom, agus glórṫa an tē atá a neam-ḋóċċus, noċ atá mar ġaoiṫ?

27. Ussḋ, tuitiḋe agus an ndíl-leaċta, agus toċaltaoi log dá bur ccaruid.

28. Anois uime sin biṫi bur ttoil, féuċuiḋ orumsa: óir is follus diḃ má nim bréug:

29. Filliḋ, iarruim daċċuinge oruiḃ, ná bioḋ sē na ḟiccéart; iseaḋ filliḋ a ris, a si mfirinntas atá ann.

30. Ni bfuil ḟigceart ann mo ṫeang-uiḋ? naċ aiṫniġionn mo ċarbad neiṫe domblasta?

C A I B. 7.

Nach bfuil aimsir ċinnte ag an nduine ar an ttalum? naċ bfuilid a láeṫe fós cosṁuil re láeṫib fir tuar-ustuil?

2 Amhuil iarrus searbḟoganṫ go diċ-ċiollach an scáile, agus mar bios suil an fir tuarustail re [luáċ] a ṡaoṫair. * Psal. & 144. Eabh. 2

3. Is marsin do rinneaḋ misi do sel-buġaḋ mios dioṁaóinis, agus atáid oiḋċeaḋa tuirseaċa ar na ccinneaḋ dam.

4. A nuáir luiġim sios, a deirim, cá huáir éireoċus mē, agus imṫeo-ċus a noiḋċe? agus bim lán diomluaiḋ-tiḃ a nonn agus a nall, go soillsiu-ġaḋ an laói.

5. Atá mo ċorp ar na éaduġaḋ le péistiḃ, agus le spairtiḃ luáiṫ-riġ, atá mo ċroiceann briste, agus ar mbréunaḋ.

6. Is luáiṫe * mo láeṫe ná spól fiġeadóra, agus atáid caiṫe gan dóċ-ċus. * Caib. 16. 2 Psal. 90. 6. & 102. 11. & 103. 15. & 144. 4. Isa. 40. 6. Esia. 4. 14

7. O, cuimniġ nach bfuil ann mo beaṫa act gaoṫ, ni faicfiḋ mo ṡuil maiṫ ni sa mó.

8. Ni faicfiḋ suil an tē do ċon-arc misi ni sa mó mē; atáid do ṡuile seasam orum, agus ni bfuilim ann.

9. Mar imṫiġios an néull, agus leaġas seċaḋ: is marsin atá an tē

téid síos do nuaiġ, ní ṫiucfa sé a
níos ní sa mó.
10. Ní fillfiḋ sé ní sa mó ċum a
ṫiġe ; ní aiṫeonuiġ a áit é ní sa mó.
11. Uime sin ní coisgfiḋ mé mo
bhéul, laibeóruiḋ mé a naimġar mo
spioraide, gearánfa mé a searbhus
manma.
12. An fairrge mé, nó an míol mór
mé, as a ccuireann tú faire am thim-
ċioll ?
13. A nuáir a deirim, comfhurteo-
ċuiḋ mo leaba mé, do bhéara mo ċhúil so-
camal dom ġearán.
14. Annsin sgannruiġiḋ tusa mé tré
aislingiḃ, agus criothnuiġiḋ tú mé
lé físiḃ.
15. Ionnus go ttoġann manum teaċ-
tadh, agus bás tar mo beaṫa.
16. Fuaṫuiġim é, níor bháill liom
marṫuin a ccomnuiḋe: léig dam féin,
óir ní bfuil aċt díomaóineas ann mo láe-
ṫiḃ.
17. * Cred é an duine, as a ndéantá
a meudugad, agus as a ccuirfeá do
ċroiḋe ris ?
18. Agus as a ttiucfá dá féuċ-
ain gaċ aon maidin, agus go ndeirb-
ṫeóċá é gaċ áon móiment ?
19. Cá fad bias tú gan dealugad
ríom, nó naċ léigfiḋ tú dam go sluigfe
mé síos mo seile ?
20. Do peacuiḋ mé, cred do dhéana
mé riot, ó a dídionóir na ndaóine ?
cred fár suiġiḋ tú misi mar comarṫa
ad aġaid, ionnus go bfuilim am uire
dam féin ?
21. Agus cred fá nach maiṫeann
tú mo peacad, agus mhicceart do ċur
ar ccúl ? óir coideólaiḋ mé a nois
ansa luaiṫreaḋ, agus iarrfa tusa mé
ar maidin, aċt ní bia mé [ar fa-
gáil.]

* Psal. 8. 4. & 144. 3. Eabh. 2. 6.

CAIB. 8.

ANNsin do ḟreagair Bildad an
Suhitech, agus a dubairt.
2. Cá fad bias tú ag
labairt na neitiosi ? agus
cá fad béid briaṫra do béil mar
ġaoiṫ láidir ?
3. * An cclaonann Dia breiṫeamnus ?
nó an cclaonann an tuilecumaċtach
ceart ?
4. Má peacuiġedar do ċlann na a-
gaid, agus gur teilg sé a muga iad
ar son a bpeacaid :
5. * Dá niarrfá cum Dé a nam, a-
gus do ġearán do dhéanamh ris a nuile-
cumaċtach ;
6. Dá mbeiṫeá fiorġlan, go dei-
min do musgeólad sé anois air do son,
7 do dhéanadh áitreab hionnraċais sona.
7. Maṫá gur beag do tosach ;
taréis sin do méideóċad sé do ċríoċ dei-
ġionaċ go mór.
8. * Óir fiafruiġ, guidim tú, do na
sinnsioruiḃ, agus ullmuiġ tú féin do
spionad a naiṫreach.
9. (Óir * is ó a né sinne, agus gan
fios aon neiṫe againn, do briġ go bfui-
lid ar láeṫe ar talam amhail sgáile.)
10. Naċ múinfiḋ siad tú ? agus
naċ inneósuiḋ duit, agus naċ aibeóruiḋ
briaṫra amaċ ó na ccroiḋe ?
11. An bfásann an luaċair fá suas
gan lataiġ ? an bfásann an filestar
fár gan uisge ?
12. An * fóḋ bios fós iona ġlaise,
agus gan a gearrad síos, críonaiḋ
sé roimhe luiḃ ar biṫ oile.
13. Is marsin atáid casáin gaċ
uile déanmadas Dia, agus racuiḋ dóċ-
ċus a * neamhdhiaḋáċtaiġ a muga :
14. Noċ a ngearrfuiġtear a dóċ-
ċus amaċ, agus noċ a mbia a muini-
gin amhail lionnad dubáin allaidh.
15. Léigfiḋ sé anonn é féin ris a ṫiġ,
aċt ní seasfuiḋ sé ris : coimeóca sé go
daingion é, gidheaḋ ní bhéanuiḋ sé dó.

* Deut. 32. 4. 2 Croin. 19. 7. Dan. 9. 14.
* Caib. 22. 23.
* Deut. 4. 32.
* Eccles. Caib. 7. 6. Gen. 47. 9. 1 Croin. 29. 15. Psal. 144. 4 & 39. 14.
Psal. 129. 6. Jer. 17. 6.
* Caib. 11. 20. & 18. 14. Psal. 112. 10. Sean. 10. 28.

16. Atá sé glas ar coinne na gréine, agus sinidh a ḃengán a mach iona ġáirdín.

17. Atáid a ḟréuma crapṫa timċioll an ċnocáin, agus do ċi sé áit na ccloch.

18. Má ḋibrionnsé as a áit é, ann sin séunfaidh sé é [ġa ráḋ] ni ḟaca mé tú.

19. Féuch, isi so lúaṫġáir a sliġeḋ, agus fásfaid nec oile as an ttalaṁ.

20. Féuċ, ni teilgfe Dia sgéad duine iomlán, ni mó ċongḃocus sé le lus a nuile do ḋénam:

21. Nó go lionfaid sé do ḃéul le gáire, agus do ṗusine le gáirdechus.

22. An drong fuáiṫigios tú, ciḋeocṫar lé náire iad, agus raċaidh áitreḃ an droċduine a neimsním.

# CAIB. 9.

Ann sin do freagair Iob, agus a dubairt,

2. Atá a ḟios agum gur ma ssin atá go firinnech: acht cionnus do biaḋ duine * ceart a bfiaḋnaise Dé?

3. Má ni sé imresain ris, ni ḟéadann sé a ḟregra aon as an mile.

4. Is glic é a ccroiḋe, agus is cumachtach a neart: cia ċruáḋaigh é féin na aġaiḋ, agus rug buáiḋ?

5. An té noċ aṫrruigheas na sléibte, agus naċ bi a ḟios aca; noch iompoiġes bun os cionn iad iona ḟeirg.

6. An té noċ ċroiṫes an talamh as a áit, agus go ccriothnaighid a uáiṫnighe.

7. An té noċ ḟúagras don ġréin, agus ni éirġionn sí, agus séulaiġes súas na réulta.

8. An * té amháin leṫnaiġios amach na neimhe, agus saltras ar tonnaiḃ na fairge.

9. * Noch do ni Arcturus, Orion, agus Pleiades, agus seomrada an taóibe ó ḋeas.

10. * Noch do ni neiṫe mora nach féidir dfaġáil amach, agus fós iongantá gan áirem.

11. Féuch, gabhaidh sé tórum, agus ni ḟaicim é: imṫighiḋ roimhe mar an gcéadna, agus ni moṫaighim é.

12. * Féuch, bérid sé leis, cia ḟédas a toirmiosc? cia a déarfa ris, creud ni tú?

13. Muna bfilligh Dia a ḟearg, cromfaid lucht cuidiġ a nuabhair faói.

14. Nach ro luġa ná sin ḟédaimsi fregra do ṫabairt? agus mo briaṫra do ṫoġa amach daigniosa ris?

51. Dá nach tiubhrainn fregra, dá mbeiṫ go mbéinn ionnraic, acht do déanainn gearán cum mo bṙeiṫim.

16. Dá ngoirinn, agus go bfreagórad seision mé, ṫar éis sin ni ċreidfinn go néisteaḋ rem ġuth:

17. Oir brisigh sé mé le stoirm, agus méudaigiḋ sé mo ċneḋa gan adbar.

18. Ni ḟuileongaiḋ sé dam anál do ṫarraing, acht lionaiḋ sé mé le searbhus.

19 Má labhraim ar neart, féuch, atá seision neartmhar: cia ċuirfios amm [aighniosa] sios dam?

20. Má nim mé féin ceart, daimneoċaid mo ḃéul féin mé: [má deirim] atáim iomlán; áiteoċaiḋ sin mar an ccéadna lúbṫa mé.

21. Dá mbeiṫ go mbéinn iomlán, ṫar éis sin ni aiṫeonainn m'anum: do ḋéanainn tarcuisne dom beaṫa.

22. Aon ní amáin, an ní sin a dubairt mé, sgriosaiḋ sé an firéun agus an cionntach.

23. Má marḃann an sciúrsa go hobann, do ḋéana seision gáire um ḋearbhaḋ an neimċiontaiġ.

24. Tugaḋ an talam a láim na ndroċdaoine: folċaiḋ sé aiġṫe a bṙeiṫeman-san; muna ndéarnaḋ, cáit, agus cia eision?

25. Anois is luaiṫe mo láeṫe ná posta: teiṫiḋ as, ni ḟaiciḋ maiṫ ar biṫ.

26. Atáid

* Psal. 143. 2.
* Gen. 1. 6.
* Amos. 5. 8. Caib. 38. 31. &c.
* Feuch. Caib. 5. 9.
* Isa. 45. 9. Ier. 18. 6. Rom. 9. 20.

radh le na chosaibh, atá sé mar lampa tarcuisnech a smuaintedh an ti bhios ar a socamhas.

6. Atáid tabernacuil na sladmhóirigheadh siothchánta, agus atáid an drong fheargaidheas Dia daingion, dá ttabhair Dia [go hiomarcach] iona láimh.

7. Acht fiafruigh anois do na hainmhintibh, agus muinfid duit, agus d'éanlaithibh a naieir, agus inneosaid duit.

8. No labhair ris an ttalamh, agus muinfidh sé dhuit; agus foillseochaid eisc na fairrge dhuit.

9. Cia ag nach bhfuil a fhios dhiobhso uile, gur bi lámh an Tighearna do rinne so?

10. A lámh a bhfuil anum gach uile neithe bhi, agus anál an chinidh dháonna uile.

* Caib. 34. 3. 11. * Nach dearbhann an chluas briathra? agus nach blaisionn an béul a bhiadh?

12. Ag na sinnsearaibh atá an gliocus, agus tuigsi a bhfad na laetheadh.

13. Acht aigesion atá gliocus agus neart, atá comhairle agus tuigse aige.

* Isa. 22. 22. 14. * Féuch, brisigh sé sios, agus ni héidir a chur suas a ris, iadhaidh * sé duine súas, agus ni héidir osgladh dó. * Taisbean. 3. 7.

15. Féuch, congmhaidh sé na huisgeadha, agus tiormuighid súas, agus cuiridh sé amach mar an cceadna iad, agus iompoighid siad an talamh bun os cionn.

16. Agus aigesion atá an gliocus, agus an neart: is leis an té mealltar, agus an té meallas.

17. Beiridh sé comhairligh leis ar na milleadh, agus do ni sé óinmide do na breitheamhnuibh.

18. Sgaóilidh sé cuibhrech na Riogh, agus criosluighidh sé a ccaoil le crios.

19. Beiridh sé prionnsadha leis millte, agus claóidhidh an cumachtach.

* Caib. 32. 9. 20. Athruighidh * sé glór a nfirinneach, agus tógbhaidh leis tuigse an tseanóra.

21. Dóirtigh sé tarcuisne ar phrionnsadhaibh, agus lagaduigh sé neart na ccumhasach.

22. Foillsighidh sé neithe doimhne as an dorchadas, agus do beir sé amach chum solais scáile an báis.

23. Méuduighidh sé na cinedhacha, agus sgriosaidh sé iad, fairsingidh sé na criocha, agus cumhangaidh sé iad a ris.

24. Tógbhaidh sé leis croidhthe na ndaoine is uachdaranacha ar phobail na talman, agus do beir orra beith ar seachrán a bhfásach, mar nach bhfuil slighe ar bith.

25. Bidh ag smeártaf anns a ndorchadas a néagmhuis soluis, agus do beir sé orra tuitim anonn sa nall mar fhear meisge.

---

## CAIB. 13.

FÉuch, do chonnairc mo shúil so uile, do chuala mo chluas agus do thuig sí é.

2. An ni is fios dhaoibhse, atá fios an neithe céadna agumsa, ni bhfuilim ni is isle ná sibh.

3. Go deimhin budh mian liom labhairt ris a nUilechumhachtach, agus atá fonn orum aighnios do dhéanamh ré Dia.

4. Acht go deimhin is lucht cumtha bréag sibhsi, is leagha nach fiu sinn sibh uile.

5. Uch, nach éisti uile; agus budh é sin bhur ccrionnas.

6. Eistigh a nois rem aighnios, agus tugaidh ge do dhiospóireacht mo bheil.

7. An labheorthaói go claon ar son Dé? agus a ndéantaoi caint go mealltach ar a son?

8. An ngéubhthaói a phearsa chugaibh? a ndéantaói imreasain ar son Dé?

9. An maith go sgrúdfadh sé amach sibh? no mar fhochmuidheas duine ar oile,

an

an marsin budh áill libhsi magadh do dhénamh fáon?

10. Go deimhin aithḟeonaidh sé oraibh, má ghlactaoi pearsana go seicréideach.

11. Nach dénadh a oirdhearcussan eaglach sibh? agus nach ttuitfidh a uamhan oraibh?

12. Atá bhur ccuimhne cosmhuil ré luáith? bhur ccuirp re corpaibh criadh.

13. Bidhidh bhur ttost diomsa, léigidh dam go labhra mé, agus tigeadh orum an ni is áill.

14. Cred fá ngléacuim mfeóil ar mfiaclaibh, agus fá ccuirim mo bheatha an mo láimh?

15. Dá mbeith go marbhfeadh sé mé, thairis sin cuirfe mé mo dhóigh ann; acht coiséonad mé mo shlighthe féin dá láthair.

16. Budh eision fós mo shlánughadh: óir ni thiucfaidh fuarchráibhtheach dá láthair.

17. Éistigh go dúthrachtach rem ghlór, agus rem foillsiughadh le bhur ccluasaibh:

18. Féuchaidh anois, do chuir mé mo chúis a nordughadh, atá a fhios agum go ccearteochthar mé.

19. Cia hé féin thagreoras riom? oir anois má bhím am thost, faoidhfidh mo spioradh asum.

20. Amháin ná déna dá ni riom: ansin ni foilleochaidh mé mé féin uáit.

21. Tarraing do lámh a bhfad uáim: agus ná cuireadh huamhan eagla orum.

22. Ansin goirse, agus freagóraidh mé: nó léig dam labhairt, agus tabhairsi freagra orum.

23. Cred é líon méigceart, agus mo pheacadh? tabhair orum mo sárughadh agus mo pheacadh dhaithniughadh.

24. Cred fá bfolchann tú haghaidh, agus fá measann tú misi am námhaid duit?

25. An mbrisfidh tú duilleog teilgthe anonn sa nall? agus an ngéirleanfa tú an connlach tirim?

26. Oir scríobha tú neithe searbha
* Psal. 25. 7. am aghaidh; agus do * bheir tú orum
selbhughadh a neigceart móighe.

27. Cuiridh tú mo chosa mar an cceudna ansa cheap, agus fechaidh tú go caol ar mo chasánaibh uile; cuiridh tú cló ar sálaibh mo chos.

28. Agus eision, imthighidh sé as mar ni lobhtha, amhail éadach ithid leamhain.

## CAIB. 14.

Duine beirthear ó mhnaoi bí sé gearrsaoghlach, agus lán dhamhgar. * Psal.

2. * Fásaidh sé do nós bláth, agus gearrthar síos é; teithidh sé fós mar scáile, agus ni fanann sé go buan. * Psal. 102. 11. & 103. 15. & 144. 4. Caib. 8. 9. * Psal. 51. 5.

3. Agus an bfoscláonn tusa do shúile ar a leithéid sin? agus an ttugann tú misi chum breitheamhnuis chugad?

4. * Cia fhéadas ni glan do dhéanamh as ni neamhghlan? ni fhéadann éinduine. * Caib. 7. 1.

5. * O chitear gur cinnte a láethe, atá uimhir a mhíos agadsa, dordaigh tú a thórana nach bfédann sé dul tharsa. * Caib. 7. 1.

6. Fill uadh, chor go bfédfadh suaimhniughadh, nó go ccoimhlionaidh sé a lá amhail fosmhalaigh.

7. Oir bí dóigh as chrann, má ghearrthar síos é, go ngabhlochaidh a rís, agus nach sguirfidh a bhuinnean maoth.

8. Má tá go mbiáidh a fhréamh foirfe ansa talamh, agus go rachaidh a bhun déug ansa chriáidh:

9. Thairis sin tré chongnamh an uisge fásfaidh a bheangán, agus do bhéara amach craobha amhail planda.

10. Acht éugaidh an duine, agus imthighidh sé as: agus an tan thoirbhires an duine a spioradh suas, cáit a bhfuil sé?

11. Mar failtighid na huisgeadha ó nfairrge, agus thráighios an tuile, agus tiormaighios suas:

12. Marsin luighios an duine síos, agus

agus ní éirġioḋ nó go rabhaiḋ na neamha gan a beiṫ ann ní sa mó, ní mhúsceolaiḋ siad, agus ní dúisgeoċar as a ccodlaḋ iad.

13. Uċ, nach bfolċan tusa misi anṡa nuáiġ, naċ congmhan tú a nuaignios mé, go ndeċaiḋ ṫfeirg ṫorum, naċ ccuirion tú aimsir ċinnte sios dam, agus mo ċuimniuġaḋ.

14. Má ġeibh duine bás, an mbiáiḋ sé béo a ris? fuireoċaiḋ mé le huile láeṫibh maimsire ċinnte, nó go ttí mo malairt.

15. Goirfiḋ tusa, agus freagoraiḋ misi tú, biáiḋ dúil agadsa a noibre do lám.

* Psal 139,2. 16. * Oir anois áirmiġ tú mo ċoisċéimiġ, naċ bfuil tú ag faire ós cionn mo peacaiġ?

17. Atá mo ṡárúġaḋ ar na séulaḋ súas a mála, agus fuaiġiḋ tú súas mo micceart.

18. Agus go deimin an sliab bhios ar ttuitim, téid sé as: agus áṫruiġṫior an ċarraig as a háit.

19. Caṫaiḋ na huisceóa na cloċa, cuiriḋ tusa ar neimni na neiṫe fásas as ċriáiḋ na talman, díobháiġiḋ tú dóċċus an duine.

20. Buaḋuiġ tú go bráṫ na aġaiḋ, agus imṫiġiḋ seision: áṫruiġiḋ tú a ċruṫ, agus cuiriḋ tú ar siubal é.

21. Tigiḋ a mic ċum onóra, agus ni bhi a fios sin aigesion; agus cuirṫear sios iad, aċt ni beir seision ḋe orra:

22. Acht do ġéba a feoil na timċioll pian, agus guilfiḋ a anam a sdiġ ann.

## CAIB. 15.



N sin do freagair Eliphas an Temanitech, agus a dubhairt,

2 Mar chóir do dhuine ċríonna eolus díomhaoin do labhairt, agus a bolg do líonaḋ leis an ngaóiṫ a noir?

3. Ag tagra le glór mioṫarbh aċ nó le briaṫraibh le naċ bfédan sé maiṫ ar biṫ do dénam.

4. Aseaḋ, do ṫeilg tusa eagla díot, agus do ṫoirmisg tú urnaiġṫe a bfiaḋnuise Dé.

5. Oir labhraiḋ do bhéul héigceart, agus beiriḋ tú teanga an ċealgaire do roġain.

6. Damnuiġiḋ do bhéul féin tú, agus ní misi: iṡiad do ṡliṡne féin fiaḋnuiġios a taġaiḋ.

7. An tusa an ceaduine do rugaḋ? nó a ndéarnaḋ tú roime na cnocuibh?

8. * An gcuala tú secréid Dé? agus an leitruiġeann tú an gliocus dúit féin? * Rom. 11.34

9. Creud é an fios atá agadsa, naċ bfuil aguinne? creud tuigios tú naċ bfuil ionnuinne?

10. Atáid aguinne araon an duine ceannliaṫ, agus an duine rosoirfe, is ro sine ná hatair.

11. An bfuilid furtaċta Dé beag agadsa? an bfuil ní secréideach agad?

12. Creud as a mbeiriḋ do ċroiḋe leis tú, agus creud ḋá a sméidid do ṡúile,

13. As a niompoiġion tú do spiorad a naġaiḋ Dé, agus a léigion tú na briaṫrasa do dul amach as do bhéul?

14. * Creud é an duine, as a mbiaḋ sé glan? agus an té rugaḋ ó mhnaói, as a mbiaḋ sé fíréunta? * Caib. 14. 4. 1 Riogh. 8. 46. 2 Cron. 6. 36. Psal. 14. 3. Sean. 20, 9. 1 Eoin. 1: 8.

15. * Féuch, ní ċuireann sé iontaoibh iona náomhuibh, ní bfuilid fós na neamha glan na fiaḋnuise: * Caib: 4: 18

16. Ca méid nios adfuaṫmuire, agus nios sailċe ná sin atá an duine, noċ ibhios éigceart amhuil uisge?

17. Taisbeanfaiḋ misi dúit, éist riom, agus an ni do ċonnairc mé foillseoċaiḋ mé é:

18. Noch do iṅnis iodar daóine glioca ó na naiṫreaḃ, agus níor ċeiliodar é:

19. Dár tugaḋ amáin an talaṁ, agus nior imṫig coimiḋṫech ar biṫ na measc.

20. Siubluig an droċḋuine a bpéin ar feaḋ a ſáoġail, agus ceiltior uiṁir a bliaḋan don bhruiḋtheaċ.

21. Bi torman úaṁnach iona ċluas-aiḃ; tiucfaiḋ an millteóir ann iona ṁacnus.

22. Ni ċreidionn sé go bfillfiḋ sé amaċ as doṙċadas, agus atá an cloiḋeaṁ ag feiṫeaṁ ris.

23. Bi sé ann ſiubal ag iarraiḋ aráin [gá raḋ] cáit a bfuil sé? atá a fios aige go bfuil lá an doṙċadais aige ann ball.

24. Do ḋéna buaiḋreaḋ agus goiṁ eaglaċ é, bearaiḋ siad buáiḋ na aġaiḋ, amhail Riġ ullaṁ ċum caṫa.

25. Oir sinis sé a láṁ amaċ a naġaiḋ Dé, agus neartuiġiḋ sé é féin a naġaiḋ a nuileċuṁaċtuiġ.

26. Riṫaiḋ sé ann, ann a ṁuineal, ar bolguiḃ tiuġa a ſciaṫaḋ.

27. Do briġ go bfolċann sé a ġnuis lé na ṁeaṫus, agus do ni cológa meaṫuis ann a bléunaiḃ.

28. Agus áitreabuiġ sé a ccaiṫ-reacaiḃ uáigneaċa, a ttiġṫiḃ ann naċ ccoṁnuiġionn daoine, noċ atá ullaṁ ċum beiṫ na ccárnánuiḃ.

29. Ni biáiḋ sé saiḋbir, ni mó buáin-eoċus a ſubstaint, ni faideoċuiḋ sé a iomláineas ann an ttalaṁ.

30. Ni ḋeileoċuiḋ sé amaċ as doṙ-ċadas, tiormoċuiḋ an lasair súas a ġeangáin, agus lé hanáil a béil raċ-uiḋ sé as.

31. Ná creideaḋ an té atá meallta a ndóiġ a ndiomaoineas: óir buḋ diom-aóineas a luaiġeaċt.

32. Coiṁlionfuiġṫear é roiṁe a am, ni biáiḋ a ġeangán glas.

33. Croiṫfiḋ sé de a ċáor ana-buiḋ mar an ccrann ola.

34. Oir biáiḋ coiṁċruinniuġaḋh na bfuarċráibṫeaċ áonránaċ, agus loisg-fiḋ teine dún na ccumṫach.

35. Toirrċear ó urċóid iad, * agus beirid siad olc, agus ullmuiġ a mbolg meallṫóireaċt.

* Isa.59.4. Psal.7.14.

CAIB. 16.

Niris do freagair Iob, agus a duḃairt,

2. Do ċúala mé mórán dá leiṫéidiḃ sin do neiṫiḃ: is * buáiḋearṫa na cobar-ṫaiġ siḃ uile. *Caib.13.4.

3. An mbiáiḋ deireaḋ ar briaṫruiḃ diomaóine? nó créd ni ṫusa dána, as a bfreagrann tú?

4. Dfédfuinnsi féin labairt mar an gceadna, mar do niṫisi, dá mbeiṫ bur nanum a náit manmasa, dfédfuinn briaṫra do ċrúaċaḋ súas ann bur na-ġaiḋ, agus mo ċeann do ċroṫaḋ orraiḃ.

5. Do neirteoċuinn siḃ lé mo béul, agus do laiġdeoċaḋ corruġaḋ mo ṗusingeadh [bur ndoilġios.]

6. Maṫá go labruimsi, ni laġ-duiġṫear mo ḋoilġios: agus má tá go ccoisgiom, créd é an fuaraḋ atá agum?

7. Aċt a nois do riñe sé cuirrṫa mé: do riñe tusa mo ċuideaċta uile uáigneach.

8. Agus do lion tú do ċnaguiḃh mé, mar fiaḋnuise [am aġaiḋ]: agus mo ṫrúaḋus ag éirġe súas ionnum, do ni sé fiaḋnuise a cclár meadain.

9. Sciallaiḋ sé mé iona feirg, an té fuaṫuiġios mé: do ni sé giosgán le na fiaclaiḃ orum, ġéuruiġh mo náimaiḋ a ſúile orum.

10. Do ċráososcladar orum le na mbéul, do buáileadar mé ann an ngruáiḋ go sgannlach, do ċruinniġeadar iad féin a cceann a ċéile am aġaiḋh.

11. Do sgaoil Dia don duine neim-ḋiaḋa mé, agus diompoiġ sé uaḋ mé a láṁuiḃ na ndroċḋaoine.

12. Do ḃí mé a ſuaimneas, aċt do bris sé ó ċeile mé: do ġlac fós ar ṁuineal mé, agus do ċroiṫ a mbloguiḃ mé, agus do ċuir súas mar ċomarṫa dó féin mé.

13. Do ṫimċiolladar a ſaiġdeóiriġ mé

mé fa gcuáirt, brisiḋ sé mo ḋubáin ó chéile, agus ní choiglen sé; ḋóirtiġ sé mo ḋomblas amach ar an ttalamh;

14. Brisidh sé mé le brisḋ ar bhrisḋh; ritiġ sé orum amhuil aitheach;

15. Ḋfuáigh mé saicéadh ar mo chroicion, agus do ṡaluiġ mé maḋarc ansa lathuiġ.

16. Atá mo ġnúis gránna ó ġul, agus atá scáile an báis ar ḟorrbuibh mo ṡúl.

17. Ní ar son linégceirt ann mo láimhsi, mar an gcéadna as glan murnaige.

18. O a úir, ná folchuidhe mfuilim, agus ná faġadh méiġiom ionad ar bith.

19. Mar an gcéadna anois, feuch, atá mfiaḋnuise ar nemh, agus atá mo ċhuimniuġadh ansna háitib árda.

20. Is tarcuisneach lem cháirdib mé, acht atáid mo ṡúile ag dórtaḋ déur chum Dé.

21. Uch, nach éidir le nech tagra ar son duine re Dia, amhuil [tagras] duine ar son a chomarsan.

22. A nuáir thiucfaid becán bliadan, ansin rachuid mé san tsliġe as nach bfillfiḋ mé.

## CAIB. 17.

ATá manál truáillidhe, do caitheḋ mo láethe, atáid na huáiġe réiḋ romam.

2. Nach bfuilid lucht magaiḋ am ḟochair? agus nach bfuil mo ṡúil do ġnáth iona mbrostuġaḋ?

3. Léig sios anois, cuir misi a ndaingion aḋ ḟochair, cia hé an té buáilfios láma riom?

4. Oir dfoluiġ tusa a ccroiḋe ó thuicsin: uime sin nach áirdeochuiḋ tú iad.

5. An té labhrus sleḋácus re na cáirdib, is deimhin go bfailleochuiḋ súile a chloinne.

6. Do riñe sé díomsa mar an gcéadna focal magaiḋ an pobail, agus do bhí mé am píob rompa.

7. Atá fós mo ṡúil ceoḋach tre doilġes, agus atáid mo boill uile amhuil scáile.

8. Biáid daoine ionnraca critheaglach uime so, agus corroċhuiḋ an neimchiontach é féin suas a naghaidh a nfuarchráibtheach.

10. Acht ar bur sonsa uile, fillid, agus tigid anois, óir ní fhuiġimsi áonduine glic eadraibh.

11. Do chuadar mo láethe toram, do brisḋ amach mo tionnscanta, eadhon smuáintiġe mo chroiḋe.

12. Athruiġid siad a noiḋche ann a lá: atá an solus a bfogus do briġ an dorchadais.

13. Má fhuiġim, si a nuáiġ mo tiġ: do riñe mé mo tiġ a ndorchadas.

14. A dubhart mé ris an morgaḋ, is tú máthair: ris an bpéist, is tú mo máthair, agus mo deirbhsiur.

15. Agus cáit a bfuil anois mo dóchus? ar son mo dóchuis, cia chifeas é?

16. Rachuid siad sios go barradh an luiġ, a nuáir bhias ar ccomhnuiġe le chéile ansa chriáiḋ.

## CAIB. 18.

ANnsin do fhreaġair Bildad an Suhiteach, agus a dubhairt,

2. Cá fad bhias, suil chuirfios tusa crioch ar bhriathruibh? comhairthiġ, agus na diáiġ sin laibeóramne;

3. Creḋ fá measdar sinne mar ainmhintiḋ, agus mimeasta ann do radharcsa?

4. Sciallaiḋ sé é féin iona feirg: an ttréigfidhear an talamh ar do shonsa? agus an nátrochtar an charraic as a háit?

5. Aseadh, cuirfidhthear solus an droch-
dhuine as, agus ni dhéalróchaidh drithle a theineadh.
6. Biaidh an solus na dhorchadas
iona thigh, agus cuirfighthear a choinneal
as maille ris féin.
7. Dhluthfaighthear coisceime a neirt
cumhang, agus teilgfidh a chomhairle féin
sios é.
8. Oir atá sé teilgthe a lion le na
chosaibh féin, agus atá sé ag siubhal
ar painntéar.
9. Glacfaidh an painntéar é ar sáil,
agus bhéaraidh an sladaidhe air.
10. Atá an painntéar leigthe fá na
chomhair ansa talamh, trap na choinne ann-
sa tslighe.
11. Cuirfid criothnaighthe eagla air
ar gach aontaoibh, agus cuirfid a
ionnuighin a chos é.
12. Biaidh a neart ocrach, agus
biaidh scrios réidh aga thaobh.
13. Cnáoifidh sin neart a chroicinn,
eadhon cnáoifidh céidghin an bháis a neart.
14. * Tócalthar a dhóchcus amach
as a thigh, agus bhéaraidh sin go Righ
na nuathbhás é.
15. Áitreabhaidh sé iona thigh do bhrigh
nach leis féin é: croithfighthear ruibh ar
a áitreabh.
16. Tiormochthar a fhréumha sios,
agus gearrfaighthear suas a ghéagáin
amach.
17. Scriosfaighthear * a chuimhne as
an ttalamh, agus ni bhfuighe sé ainm
ar bith ansa tsráid.
18. Díbeorthar ó sholus go dor-
chadas é, agus taifneochthar é as a
tsáoghal.
19. Ni biaidh mac, nó mac mic aige
a measc a dhaoine, nó duine beo iona
áitibh.
20. An drong thiucfas na dhiaigh
béidh lán dúathbhás fa na lá, mar do bhi
an drong do chuaidh roimhe imeaglach.
21. Go deimhin is é so áitreabhadh an
drochduine, agus is é so áit an té dá
nach aithnidh Dia.

* Caib. 8. 14 & 11. 20. Psal: 112. 10. Sean. 10. 28.

* Seanraite. 2. 22,

# CAIB. 19.

AN sin do fhreagair Iób, agus
a dubhairt,
2. Ca fad beithi ag buaidh-
readh manma, agus dom bhri-
seadh a ccotchaibh le briathra-
ibh?
3. Na deich nuaire do mhasluigh-
eabhar mé: ni bhfuil náire oruibh go ndéarna-
bhar sibh féin coimhightheach dam.
4. Agus go deimhin a ccás go ndear-
na mé seachrán, fanaidh mo sheachrán
agam féin.
5. Mas deimhin go mórfuighthi sibh
féin am aghaidh, agus go ttaigeora-
chtaói am aghaidh mo mhasla:
6. Bíodh a fhios agaibh anois gur
bé Dia do chláoidh mé, agus do thim-
chill mé le na lion.
7. Féuch, goirim na coimhéigean ar a
néagcóir, as ni éisdtear mé: éighim
go hárd, acht ni dhéantar breitheamhnus
ar bith.
8. Do dhúnaidh sé suas mo shlighe nach
bhféadaim imtheacht, agus do chuir sé dor-
chadas am chasánaibh.
9. Do nocht sé as mo ghlóir mé, a-
gus rug sé an choróin dom cheann.
10. Do mhill sé mé da gach áon taoibh,
agus dimthigh mé: agus do áthruigh sé
mo dhóchcus amhuil crann.
11. Do adhain sé mar an gcéadna a
dhioghaltas am aghaidh, agus measaidh sé
mé dhó féin mar a naimhde.
12. Tigid a bhuidhne a ccionn a chéile,
agus tógbhaid suas a slighe am aghaidh,
agus suidhid timchioll fa gcuairt mo
thighe.
13. Do chuir sé mo dhearbhráithre a
bhfad uaim, agus atáid mo luchd aithein-
ta thrid amach coimhightheach dam.
14. Do fhailligheadar mo luchd gáoil,
agus do dhearmadar mo cháirde muin-
teardha mé.
15. Measaid an drong áitreabhus ann
mo thigh, agus mo chailinigh mar choimhigh-
theach

ṫeċh mé: is oidhe mé ann a radharc.
16. Do ġoir mé ⁊ mo ṡeirbhíseach, agus níor ḟreagair sé mé: do aṫċuingios mé é lé mo ḃéul.
17. Atá manál coimhidhteach dom ṁnaói, má tá gur iarr mé a nonóir ċloinne mo ċuirp féin.
18. Fós do ṫarcuisnigheadar leinbh óga mé, d'éirigh mé, agus do labradar am aghaidh.
19. Do ḟuathuigheadar mo ċáirde díle uile mé: agus an drong do ġráoduighios, dfilleadar am aghaidh.
20. Do ċeangail mo ċnámha dom ċroicenn agus dom ḟeóil, agus atáim ar ndul as maille re croicionn mfiacal.
21. Bíoḋ truáighe agaiḃ ḋam, bíoḋ truáighe agaiḃ ḋam, ó mo ċáirde: óir do ḃain lám Dé riom.
22. Creḋ as a bfuiltise dom ingreim mar [do ní] Dia, agus nach lór liḃ mfeóil?
23. Uċ, nach bfuilid mo ḃriaṫra anois sgriobṫa, uċ, gan iad a ccló a leabar:
24. Go mbeidís grenta lé penn iarainn agus luaidhe, a ccárraig go bráṫ.
25. Oir atá a ḟios agam go mairionn mfuasgaltóir, agus go seasfaiḋ sé an lá deighionaċ ⁊ an ttalamh.
26. Agus má tá go ccriṅnfid [péisd] an corpsa tar éis mo ċroiciṅ, ṫairis sin do ċife mé Dia ann mfeóil.
27. Misi féin do ċífeas ar mo ṡon féin, agus ní neaċ oile, agus do ċífid mo ṡúile é; [matá] gur leagadar mo ḋubáin a·ttig ionnam.
28. Acht dob ionnáiḋ ḋibse, creḋ as a bfuilmoidne dá ingreim?
29. Biṫi eaglach roimhe an gcloiḋeamh: óir do ḃeir an tfeirgeacht pionús an ċloiḋim [leis], ċor go mbia a ḟios agaiḃ go bfuil breiṫeamhnus ann.

## CAIB. 20.



AN sin do ḟreagair Sophar an Naamatiteach, agus a duḃairt,
2. Ar a nadḃarsin do ḃeirid mo smuáintighe orum freagra, agus ar a ṡonsa do nim deiṫnios.
3. Do ċuala mé armáir mo sganla, agus do ḃeir spiorad mo ṫuigsiona orum freagra.
4. Nach bfuil a ḟios so agadsa riamh, ó suiḋeaḋ an duine ⁊ an ttalamh,
5. Gur gearr caiṫréim an droċḋuine, agus gáirdeaċus an ḟuarċráiḃṫiġ nac bfuil acṫ móiment ann?
6. Matá go néirgionn a oirḋearcus suas gus na neamhuiḃ, agus go roiċionn a ċeann na néulla:
7. Thairsin raċaiḋ sé amuġa go bráth, mar a ṡalċar féin: déarad an drong do ċonnairc é, cáit a bfuil sé?
8. Eitillfiḋ sé ar siubal amhail aisling, agus ní ḟuigfidhtear é: agus teiṫiġ sé amhail brionglóid na hoiḋċe.
9. Mar an gcédna an tsúil do ċonnairc é, ní ḟaicfiḋ sí ní sa mó é, ní mó aiṫeonas a áit féin é ní sa mó.
10. Iárrfaiḋ a ċlann na boiċt do riar, agus aiseogaid a lámha a maóin.
11. Atáid a ċnáma lán do peacaḋuiḃ a óige, noċ luiġfios leis sios annsa ċriáiḋ.
12. Bíoḋ gur milis leis olc iona ḃéul, bíoḋ go bfolċann sé fá na ṫeangaiḋ é;
13. Bíoḋ go ccoiglionn sé é, agus nac tréigionn é, acṫ a ċoiméud ḋóiḋċe a lár a ċarbaiḋ:
14. Siḋeaḋ iompóiġiḋ iona inniḃ, isé domblas na naiṫreaċ nimhe ann é.
15. Do sluig sé saiḋḃrios sios, agus sceiṫfiḋ sé a nios iad a ris: teilgfiḋ Dia amaċ as a bolg iad.
16. Sulgfiḋ sé nimh na naiṫreach:

marḃfiḋ

muirfid tenga a naṫir nime ē.

17. Ni ḟaicfiḋ sē na haibne, na sroṫa, na sruṫáin ṁela, agus ime.

18. An ni air son ar ṡaoṫruigh sē, aiseoguiḋ sē ē, agus ni ṡluigfiḋ sē sios ē, do réir a ṁaóine biaḋ an taiseg, agus ni ḋíolna sē gáirdeċus ann.

19. Do bríġ go ndíolrna sē sárugaḋ, agus gur ṫréig sē na boiċt, do bríġ gur ben sē amaċ ar ēigen teġ naċ ē fēin do ṫóg.

20. Go deiṁin ni ṁoiṫeoċuiḋ sē suáiṁneas iona bolg, ni ṫárṫoċuiḋ sé don ni agá raib dúil aige ann.

21. Ni ḟuicfiġṫer linn dá biaḋ: uimesin naċ biáiḋ súil ag áonduine re na ṁaóin.

22. A niomláine a ṫábaċta biáiḋ sē a gcuṁgaċ: tiucfaiḋ láṁ gach uile ḋroċḋuine air.

23. A nuáir biaś sē ar ti a bolg do líonaḋ, teilgfiḋ Dia fráoċ a ḟeirge air, agus fearfuiḋ air ē an feḋ biaś ag iṫe.

24. Teiṫfiḋ sē roiṁe a narm iaruinn, agus buáilfiḋ an boḋa cruáiḋe ṫrid ē.

25. Atá sē tarruingṫe, agus ṫig sē amaċ as an ccorp, ṫig an cloiḋeṁ loiṁearḋa amaċ as a ḋomblas; atáid úaṫbais air.

26. Biáiḋ a nuile ḋorċadas ar na ḟolaċ iona áitib secréideċa; loisgfiḋ teine gan séideaḋ ē: is olc raċus don tē ḟuigfiġṫer ann a ṫiġ.

27. Foillseoċuiḋ neaṁ a lígceart, agus ēireoċuiḋ an talaṁ suas na agaiḋ.

28. Deileoċuiḋ bisiġ a ṫiġe ris, agus imeoċuiḋ [a ṁaóin] seċad a ló a ḟeirge.

29. Asi so cuid roinn an droċḋuine ó Ḋhia, agus a noiġreaċt do ċinneaḋ ó Ḋhia ḋó.

## CAIB. 21.

ACht do ḟreagair Iób, agus a dubairt,

2. Eistiġ go dúṫraċtaċ rem briaṫra, agus bioḋ so a nionad bur nurġáirdiġṫe.

3. Fuilingiḋ damsa go labruinn, agus tar ēis mē do labairt, díolruiḋ magaḋ fós.

4. Ar mo ṡonsa, an rē duine atáim ag gearán? as dá mbeiṫ sin marsin, creḋ as a mbiaṫ mo spiorad buáiḋearṫa?

5. Fēuċuiḋ orumsa, agus bioḋ iongnaḋ oruib, agus leagaiḋ bur láṁ air bur mbēul.

6. Eaḋon a nuáir ċuiṁnigim, atáim eaglach, agus glacaiḋ criṫeagal greim dom ḟeóil.

7. * Creḋ ē an taḋbar as a maraiḋ an droċḋuine, as a seanuiḋ, a mbid fós neartmar a ccuṁaċtaib? *Psal.17.10. & 73.12. Ier.12.1. Hab.1.16.

8. Daingniġṫear a siol iona radarc maille riu, agus a sliocht as coiṁne a súl.

9. Atáid a ttiġṫe daingean ó eagla, ni mó bios slat Dē orra.

10. Ginid a ttarb, agus ni ḟailliġionn sē, beirid a mbó láoġ, agus ni ṫeilgionn si a gamhuin.

11. Cuirid siad a ndaóine beaga úaṫa amaċ amhuil trēud, agus do nid a cclann damsa.

12. Glacuiḋ an tiompán, agus an ċláirseċ, agus gáirdiġid rē guth a norgáin.

13. Caiṫid a láeṫe a saiḋbrios, agus a móiment tēid siad san nuáiġ.

14. * Uimesin a deirid rē Dia, dealuiġ ruinn: óir ni bfuil fonn aguinn a neolus do ṡliġṫeċ. *Caib.22.17.

15. Creḋ ē an tuileċumaċtaċ, as a ndíolnamaóisne seirbis ḋó? agus creḋ i an tarba do ġeabamaóis dá nguiḋmis ċuige?

16. Fēuch,

16. Féuch, ní bfuil a maiṫ féin ann a láiṁ, is fada coṁairle na ndroċ-ḋaoine uáimse.

17. Ca mionca ċuirthear coinneal na ndroċḋaoine as? Agus cá mionca ṫig a naiḋmilleaḋ orra; roinnid [Dia] dóláis iona feirg.

18. Atáid mar ċonnlaċ ar aġaidh na gaóiṫe, agus mar lóċán beirios an stoirm lé.

19. Taisgiḋ Dia a ċioccart súas a ccoinne a ċloinne: do beir sé luáiġeaċt dó, agus aiṫeonuiḋ sé é.

20. Do ċifiḋ a súile a aiḋmilleaḋ, agus ibéiḋ sé dfeirg a nuilechumasaiġ.

21. Oir creḋ é an sólás atá aige iona ṫiġ na ḋiaiġ, a núair ġearrtar amaċ uiḃir a ṁíos ann a lár?

22. An múinfiḋ duine ar biṫ éolus do Dhia: ó ní sé breiṫeaṁnus ar an ndroing bíos árd?

23. Téiḋ áon dég a niomláine a neirt, ar mbeiṫ ḋó go hiomlán a socamal agus a suáimneas.

24. Atáid a ċíoċa lán do ḃainne, agus atáid a ċnáma ar na máoṫuġaḋ ó smior.

25. Agus éugaiḋ duine oile a searbus a anma, agus ní iṫionn ċoiḋċe maille re sólás.

26. Luiġfiḋ siad ar aon ionann annsa ċréiḋ, agus foileoċuiḋ na péisde iad.

27. Féuch, atá fios bur smuainiḋ agamsa, ⁊ na ttionnsganta smuáinṫe sib lé héagcóir am aġaiḋ:

28. Oir a deartaói, cáit a bfuil teaġ an priońsa? agus cáit a bfuilid áite coṁnuiġṫe na ndroċḋáoine?

29. Nach ar fiafruiġebair don luċt gabus an tsliġe ċoitċionn, agus nach ttuigḋi a ccomarṫuiġe?

*Seanraite. 26. 4. 30. * Go ccoiṁeoltar an droċḋuine a ccoinne láe a naiḋmillte, béartar amaċ iad ċum laói an dioġaltais.

31. Cia ṁéosas a sliġe as coinne a aiġṫe? agus cia ċúiṫeoċus ris gaċa ndearna sé.

32. Biḋeaḋ béartar ċum na huáiġe é, agus fanfaiḋ sé annsa ttuáma.

33. Buḋ milis leis fóide an ġleanna; agus tarraongaiḋ gaċ áonduine na ḋhiaiġ, mar atá ro iomaḋ roiṁe.

34. Maiseadh creḋ as a ccobartáoise misi go díomaóin, ó ṫárla neimfírinne ann bur bfreagartuiḃ.

---

CAIB. 22.

Ann sin do ḟreagair Eliphas an Temaníteach, agus a duḃairt;

2 An bfédann duine beiṫ tarbaċ do Dhia? Marṫá an té atá críonna, do ḟédfaḋ beiṫ críonna dhó féin.

3. An bfuil sólás ar biṫ do nuile ċumaċtaċ ṫusa do beiṫ ionnraic? nó an tarba ḋó ṫusa do ḋénaṁ do sliġṫe iomlán?

4. An ttiubra sé aiṫḃior ort mar eagla romaḋ? an raċuiḋ sé a mbreiṫeaṁnus riot?

5. A neaḋ naċ mór hiccearṫ, agus naċ bfuilid do ċoirṫe dóiċríoċnuiġṫe?

6. Oir do ġlac tú geall ód ḋearbraṫair gan aḋbar, agus do ṫarrruing tú a néadaiġe don tárrnoċt.

7. Ní ṫug tú uisge re ól don duine ċurṫa, agus do ċoṁnuiġ tú arán ó nocrach.

8. Acht ar son an duine ċumasaiġ, do bí an talaṁ aige, agus do áiṫreaḃ an duine onóraċ ann.

9. Do ċuir tú baintreaḃaċa uáit folaṁ, agus do bádar riġṫeaċa na ndílleaċt briste.

10. Uime sin atáid painteir fá ccuáirt ad ṫimċioll, agus eagla obann ag cur buaiḋearṫa ort;

11. Nó doraċadas naċ féidir leat dfaicsin, agus iomaḋ uisge ad folach.

12. Nach bhfuil Dia a nuasal flaitheamhnuis? agus féuch áirde na

na réultan, cred é áirde atáid síad.

13. Agus a deir tusa, cionnus atá a fios ag Dia? an bféadann sé breathnughadh tríd an néull dorcha?

14. Néulla tiugha as folach dó, chor nach bfaiciond sé, agus siubhlaidh sé timchioll flaitheamhnais.

15. Nar chomharthaigh tusa an tsein-tslighe, noch do saltradar na droch-dhaoine?

16. Noch do gearradh sios roimhe am, ar báitheadh a mbunáit lé tuile.

*Caib.21.14. 17. * Noch a dubhairt ré Dia, dealaigh rinn, agus cred fhéadas an tuile-chumhachdach do dhénamh ar a son súd?

*Caib.21.16. 18. * Gidheadh do líon sé a ttighthe do neithibh maithe: as is fada comhairle na ndrochdhaoine uáimse.

*Psal. 107. 42. 19. * Do chíd na fíréin sin, agus atáid lúathgháirech, agus do ni an neimhchiontach gáire tarcaisnech fúta.

20. A náit nach ar gearradh ar mcóimne sios, acht loisgidh an teine a bfuighiollsan.

21. Cuir tú féin a numhal dósan anois, agus bi síodhchánta; leis sin tiucfaidh mait chugad.

22. Glac, iarraim ort, an dligheadh as a béul, agus cuir a bhriathra súas ann do chroidhe.

*Caib. 8. 5. 23. * Má fillionn tú chum a nuile chumhachdaigh, cuirfidhthear súas tú, cuirfidh tú uaigneas a bfad ó do thighthibh.

24. Ann sin cuirfidh tú ór ar mur a chéile mar luáithreadh, agus ór Ophir mar chlocha na nabhann.

25. Biáidh fós an tuilechumhachdach na daingion agad, agus do gheba tú iomad airgid.

26. Oir annsin biáidh do dhúil annsa nuilechumhachdach, agus tóigfe tú do ghnúis súas chum Dé.

27. Do dhéna tú do ghuidhe chuige, agus éisteidh sé riot, agus diolfaidh tú do mhóide.

28. Cuirfidh tú fós ni romhad, agus daingneochthar dhuit é: loinnreochaidh an solus ar do shlightibh.

29. A nuair teilgfidhthear daoine sios, annsin a déara tusa, atá tógbháil súas ann: agus sábhálaidh (Dia) an duine umhal.

30. Sáorfaidh sé oilén an neimhchiontaigh: agus atá sin ar na sáoradh le glóine do lámhsa.

## CAIB. 23.



Ann sin do fhreagair Iob, agus a dubhairt,

2. A niugh féna is searbh mo ghearán, is truime mo bhuille ná mosnadh.

3. Uch, gan fios agam cáit a bfuighinn eision: chor go bfédfainn teacht go nuige a chathaoir.

4. Do chuirfinn sios mo chúis dá láthair, agus do líonfainn mo bhéul lé haighnios.

5. Do beith fios na mbriathar agam do fhreagéoradh sé dhám, agus do thuigfinn cred a dhéaradh sé riom.

6. An ttaigeórtaidh sé am aghaidh lé na chumhachd mór? ní headh, acht do chuirfeadh sé neart ionam.

7. Annsin do fhéadadh an firéun aighnios ris; mar sin do bhéinnsi sáor go brath óm bhreitheamh.

8. Féuch, teighim ar maghaidh, acht ní bfuil seision ann; agus ar mo chúl, as ní mothaighim é.

9. Ar a láimh chlé mar a noibrighionn sé, acht ní fhéadaim a faicsin: folchaidh sé é féin ar an láimh deis, ionnus nach bfaicim é.

10. Acht atá fios na slighe a ngabhaim aige: a nuair dembochus sé mé, tiucfaid mé amach amhail ór.

11. Do choimhéad mo chos a choiscéime, do choimhéad mé a shlighe, agus níor chláon mé.

12. Ni mó do chuaidh mé ó aitheantaibh a béil, do budh mó mo mes ar bhriathraibh a béil, ná is mó ná mo riachtanus [bídh].

13. Acht

13. Acht atá seision d'aonintinn [inntinn], agus cia fhéudas a fhilleadh, agus gidh
Psal.115.3. bé ar bith is toil le na * anam, sé sin féin do ní sé.
14. Oir coimhlíonuidh seision an ní do hórduigheadh damhsa, agus atáid mórán do na neithibhsin aigeision.
15. Ar a nadhbharsin atáimsi ar mo bhuaidhreadh na fhiadhnuisi: a nuáir smuainim, bím eagla roimhe.
16. Oir do ní Dia mo chroidhe bog, agus buáidhrigh an tuilechumhachtach mé.
17. Do bhrigh nar gearradh amach mé roimhe an dorchadas, ní mó do fholuigh sé an dorchadas óm ghnúis.

C A I B. 24.

Ned uime, ó nach bhfuilid na haimsearra ar ceilt ó a nuilechumhachtach, nach bhfaicid an drong darab aithnid é a láethe?
Deut. 19. 14. & 27. 17. 2. Athruighid dream comharthadha * a bhfearainn, beirid tréuda ar éigin leó, agus ithid cuid díob.
3. Tiománuid rompa asal na ndílleachdadh, glacaid dam na baintreabhthaigh mar ghell.
4. Iompoighid an riachtanach as a tslighe: folchuid boicht na talmhan iad féin a bhfochair a chéile.
5. Féuch, mar asalaibh fiadhta ansa díothramh, téid siad amach chum a nobre, ag éirghe go moch chum creiche: do beir an fásach beatha dóibh féin, agus dá ccloinn.
6. Deanuid [gach aon aca] a arbhar ansa machaire, agus cruinnighid fíneamhuin an drochdhuine.
7. Do beirid ar an tárnochd luighe gan édach, go nach bhí folach aca ansa bhfuacht.
8. Bíd fliuch ó cheathaibh na sliabh, agus glacuid chuca an charraic d'uireasbhuidh fasgaidh.
9. Tairngid siad an dílleachta ón chích, agus beirid gell ón bhocht.
10. Do beirid air imtheacht lomnochd gan chumhdach: agus beirid an phunann ón nochtach,
11. (Noch) do ní ola táobh a stigh dá mballaidhibh, agus bruidhid a bhfíneamhuin, agus fhulangid tart.
12. Bíd daóine ag osnaoghuil táobh amuigh don chathraigh, agus éighid anum an chréuchtuigh ós áird: tar ais sin ní chuireann Dia leime na leith.
13. Atáid so don druing cheannuighios a naghaidh an tsoluis; ní bhfuil fios a shlighthe aca, ní fhanuid ann a chasánuibh.
14. An feallthach ag éirghe leis an tsolus, marbhuidh sé an bocht agus an tí ar a mbíonn riachtanus, agus ann sa noidhche bíodh mar ghaduidhe.
15. Bí súil a nadhaltranuigh mar an gcéudna ag feitheamh ris an maidin, gá rádh, ní fhaicfidh aon tsúil mé: agus folchuigh sé a ghnúis.
16. Ansa dorchadus tochluid siad tré thighthibh, noch do chomharthuigheadar dóibh féin san ló: ní aithnighid an solus.
17. Oir bí an mhaidion dóibhsion amhail sgáile an bháis: má aithnighionn aonduine iad, bíd a ccreathaibh sgáile an báis.
18. Luath é mar an huisceadhaibh; is mallaighe a chuid rona ar an ttalamh: ní amhaircean sé slighthe na bhfíneamhnach.
19. Fuadaighid tiormach agus teas na huisceadha sneachta: mar sin do ní an uáigh ris an droing do pheacaighear.
20. Dearmodfuigh an bru é, beathochuidh an phéist go milis é, ní cuimhneochtar ní sa mó é, agus stiallfuighthear an tolc mar chrann.
21. Bí sé go holc ris an díosgnach beirionn, agus ní dhéanann maith don bhaintreabhthaigh.
22. Táirrngidh sé mar an gcéudna an cumhachtach le na neart; éirghidh sé súas, agus ní bía aóinneach daingion as a mbeathaidh.
23. (Bíodh) gur tugadh dhó beith a ndaingean, ar a mbí a shuáimhneas:

ṫeaċ ſin bíd a ſſile ar a ſliġṫib-
ſion.

24. Tógṫar ſúas iad ar feaḋ tamaill, aċt ni bfuilid ann, agus beirṫior ſíos iad; beirṫior as a tſliġe iad, mar a nuile ḋaoine oile, agus gearrṫar amaċ iad mar ċeannaiḃ ḋéus arba.

25. Agus mun buḋ mar ſin atá anois, cia ḋéanas miſi bréagach, agus ḋéanas mo ġlór beagluáiċ?

## CAIB. 25.



AN ſin do ḟreagair Bildad an Suhiteaċ, agus a dubairt,

2. Atá tiġearnus, agus eagla iona ḟoċair ſion, do ni ſé ſíoṫċáin iona áitib árda.

3. An bfuil áiriom ar biṫ ar a ṡluaġaib? agus cia ar naċ éirġionn a ṡolus?

4. * Cionnus maiseaḋ do ḋéantar duine ceart ag Dia? nó cionnus ḟéadus ſé beiṫ glan, an té rugaḋ ó mnaói?

5. Féuċ ġeaca ar an ngealaiḋ, agus ni ḋéalraiġionn ſi; ni bfuilid fós na réulta glan iona radarc:

6. Ca méid mos luġa ná ſin an duine atá na ṗéiſt, agus mac an duine * atá na ṗéiſt?

* Caib. 4. 17 &c. & 15. 14, &c.

* Psal. 22. 6.

## CAIB. 26.



ACht do ḟreagair Iób, agus a dubairt,

2. Cionnus do ċuiḋiġ tuſa leis an té atá gan ċumas? cionnus do ṡábáil tú an té atá gan ċríonnas? agus cionnus do ḟoillſiġ tú go fairsing an ní mar atá ſé!

4. Cia ré ar labair tú briaṫra? agus cia an ſpiorad ṫáinic uáit?

5. Cumṫar neiṫe marba ó íoſar na nuiſgeaḋ, agus a áitreabaiġ ſin.

6. * Atá ifrionn noċtuiġṫe iona ḟiaḋnuiſe, agus ni bfuil folaċ ar aiḋmilleaḋh.

7. Sinniġ ſé an tuaiſceart amaċ tar a náit folaim, agus croċaiḋ ſé an talam ar neimni.

8. Ceangluiḋ ſé ſúas na huiſceaḋa an a néulluiḃ tiuġa, agus ni réubtar an néull fúṫa.

9. Congmuiḋ ſé ar ccúl aġaiḋ a ċaṫaóire, agus leaṫnuiġ ſé an néull air.

10. Do ṫimċioll ſé na huiſceaḋa lé teóranṫuiḃ, nó go tti an lá agus a noiḋċe ċum críċe,

11. Criotnuiġid poſtaḋa flaiṫis, agus bid anṫeagla orra re na ar-máire.

12. Roinniġ ſé a nfairge le na ċumaċt, agus lé na ṫuigſin buáiliḋ ſé ṫrid an tuaiḃreaċ.

13. Do ſciamuiġ ſé na neaṁa le na ſpiorad: ſi a lám do ċum a naiṫir nime cam.

14. Féuċ, is crud dá ſliġṫib iad-ſo: aċt cred i laġad na coda do ċlos uaḋa? aċt cia féudas toirneaċ a ċumaſ do ṫuigſin?

* Seanfh. 15. 11.

## CAIB. 27.



TUilleaḋ oile, do ḃuanuiġ Iób iona ċoſaṁlaċt, agus a dubairt,

2. Mar maires Dia, noch rug leis mo ḃreiṫeamnus, agus an tuileċumaſaċh noċ do ḃuáiḋir m'anum;

3. An feaḋ bias manáil ionnam, agus bias ſpiorad Dé ann mo ṗolláiriḃ;

4. Ni laiḃeóraiḋ mo ḃéul urċóid, nó ċanfas mo ṫeanga mealltóireaċt.

5. Nár

5. Nár léigiḋ Dia go nablnaiḋ ſib-ſi ceart, ni áthroċaiḋ mé moṁláine uáim.

6. Congbhaim mionnracus go daingion, agus ni léigfiod uáim é: ni maisleoċaiḋ mo ċroiḋe mé an fad biaſ mé béo.

7. Bioḋ mo náṁaid mar an droċḋuine, agus an té éirgios ſuas am aġaiḋ mar an ccionntaċ.

*Math. 16. 26. 8. * Oir creḋ é doċċus a nfuarċráibṫig, maṫá gur ṫarbaiḋ ſé ni, a nuáir beirios Dia a anum leis.

*Seanraite. 1.28. Ezech. 8. 18. Eoin. 9. 31. Seum. 4. 3. 9. * A néistfiḋ Dia a ċoimgc an tan ṫiucfas buaiḋreaḋ air?

10. An ccuirfe sé a ḋuil an sa nuilecumaſach? an ngoirfiḋ sé a ccomnuiḋe air Dhia?

11. Muinfiḋ miſi ſib maille re láim Dé: an ni atá ag a nuilecumaċtaċ, ni ċeilfioṁſa é.

12. Féuchaiḋ, do ċoncabhair féin uile é, maiseaḋ creḋ as a bfuilti marſo diomaoin go huiliḋe.

13. Asi ſo cuid roṁa an droċḋuine ag Dia, agus oiġreaċt luċt a nfoiréigin, noċ do ġebhaid ſiad ó nuilecumaſach.

14. Má bioṁ a ċlaṁ ar lionaḋ, is fa ċoiṁe an ċloiḋim, agus ni sáiseoċtar a ſiolraḋ le harán.

*Psal. 78. 64. 15. * An drong mairfios úaḋa, adlaċtar anſa bás iad: agus ni ġulfid a baintreabhaca.

16. Bioḋ go ccruáċfaḋ ſé ſuas airgiod mar an luáiṫreaḋ, agus go ngléusfaḋ ſé éadaċ mar an lathaig;

17. Is féidir go ngleusfaḋ ſeision é, aċt ſé an tionnraic ċuirfios uime é, agus an neimċiontaċ roinnfios an tairgiod.

18. Cuiriḋ ſé a ṫiġ ſuas mar miol ċrion, agus mar an mboiṫ do ni an táoḃaire.

19. Luiġfiḋ an duine ſaiḋbir ſios, aċt ni cruinneoċtar é, forsclaiḋ ſé a ſúile, agus ni bfuil ſé ann.

*Caib. 18. 11. 20. * Glacaiḋ criṫeagal greim air amhuil uiſceaḋa, gadaiḋ ſtoirm as é anſa noiḋċe.

21. Beiriḋ an ġáoṫ a noir lé é, agus imṫigiḋ ſé, agus amhuil anfa tiomáinaiḋ as a áit é.

22. Oir caiṫfiḋ [Dia] air, agus ni ċoigeolaiḋ ſé é, buḋ mian leis teiṫeaḋ as a láim.

23. Buáilfiḋ daóine a mbasa fa ċéile uime, agus ſgigfid amaċ as a áit é.

C A I B. 28.



S deimin go bfuil mianach ag a nairgiod, agus áit ag a nór mar a leaġaid ſiad é.

2. Beantar iarann as an ttalaṁ, agus leaġtar prás as an ċloiċ.

3. Cuiriḋ duine crioċ don dorċadus, agus ſrionnaiḋ amach a nuile iomláine: cloċa an doṙċadais, agus ſcáile an báis.

4. Brisiḋ an tuile amaċ ó náitreabhaċ, eadhon na huiſceaḋa dearmadtar ón ċois: do tiormaiġeaḋ ſuas iad, do imṫiġeadar ó na daóinib.

5. Ar ſon na talman, is as thig an tarán, agus faói ſin iompoiġtear ſuas mar do biaṫ teine.

6. Is ſiad a ċloċa áit na Saphir, agus bi luáiṫreaḋ óir ann.

7. Atá caṙán naċ bfuil a ſios ag áon ar biṫ, agus naċ bfacaiḋ ſúil a nfiáiċ.

8. Nior ſaltradar coiléin an leomain air, níor ġab an leoman borb láim ris.

9. Cuiriġ ſé a láiṁ amaċ air an ccarraic: iompoiġiḋ bun ós cioṅ na ſléibte as a bfréumhaib.

10. Gearraiḋ ſé aibne amaċ a meaſc na ccarrac, agus do ċi a ſúil gaċ éini mórluáiġ.

11. Ceanglaiḋ ſé na haibne gan tuiliuġaḋ tair, agus an ni bios a bfolach,

bfolach, do ḃeir sé amaċ é ċum solais.

12. Acht cáit a bfaġtar críoċnas? agus cáit a bfuil ionad na tuigsiona?

13. Ní bfuil fios a luáiġ sin ag duine, agus ní mó do ġeibṫear a ccríċ na mbéo í.

*Romh. 11. 33, 34. 14. * A deir an taigéin, ní bfuil sí ionamsa: agus a deir a nfairge, ní bfuil sí am focair.

* Seanraite. 3. 14. & 8. 19. & 16. 16. 15. Ní * héidir a faġáil ar ór, ní mó ċoimeosṫar airgiod ar son a luáċa.

16. Ní héidir a meas lé hór Ophir, leis an ónix mórluáiġ, nó leis a Saphir:

17. Ní féadann an tór nó an criostal a ċomóradh, agus ní bia a malairt ar séudaiḃ dór fínealta.

18. Ní tiucfuiġṫear ṫar ċroiḃél, nó ṫar pérlaiḃ: óir atá lúach na críonaċta ós cionn na ccloċ mbúadha.

19. Ní coimmeasfar ré Topas na hEtiope í, ní mó ċoimṫromar í le hór fíorġlan.

*Ver. 12. 20. * Cáit maiseaḋ as a ttig an ċríonaċt? agus cáit a bfuil ionad na tuigsiona?

21. O tárla a bfolaċ í ar súilib a nuile duine béo, agus ar na congḃáil a bfolaċ ó éunaiḃ a naiéir.

22. A deir an taiḋmilleaḋ agus an bás, do ċúalamar a tuarusgbáil sin lé ar gclúasaiḃ.

23. Tuigiḋ Día a sliġe sin, agus atá fios a háite aige.

24. Oir féuċaiḋ sé go himliḃ an domain, agus do ċí sé fói neim go hiomlán.

25. Do déanamh an ċomṫruim do na gáoṫaiḃ, agus coimṫromuiġ sé na huisgeaḋa le miosúr.

26. A nuáir do riñe sé órduġaḋ do nfearṫainn, agus sliġe do ṫeiṁtiġ na tóirniġe.

27. Ann sin do ċonnairc sé í, agus dfoillsiġ sé í, dullmuiġ sé í, do sríon sé fós amaċ í:

*Psal. 111. 10. Seanrate. 1. 7. & 9. 10. 28. * Agus a dubairt sé ris an duine, aṁairc, eagla an Tiġearna, sí sin an ċríonaċt, agus olc do séċna, is tuigsi sin.

## CAIB. 29.



Tuilleaḋ fós, do lean Iob ag a samlughaḋ, agus a dubairt,

2. Uċ, gan mé mar do ḃádus annsna miosaiḃ do ċuáiḋ ṫorum, amhuil na láeṫe ar ḋídin Día mé.

3. A nuáir do ḋeallraiġ a ċoinneal ar mo ċeann, agus a nuáir do siubail mé trío a ndorċadas le na solus:

4. Mar do bí mé a láeṫib móige, a nuáir do bí secréid Dé ar mo ṗáilliún.

5. A nuáir do bí an tuileċuma-ṡaċ fós maille riom, a nuáir do bádar mo ċlann am ṫimċioll:

6. A nuáir do niġ mé mo ċoisceime le him, agus do dóirt an ċarraig amaċ srota ola dam:

7. A nuáir do ċuáiḋ mé amaċ ċum an geata trío an ccaṫraiġ, a nuáir do ġléusainn mo suiḋeaċan annso tsráid.

8. Do ċidis na daóine óga mé, agus dfolċaidis iad féin: agus do éirġeaḋ an tarsaiḋ, agus do seasaḋ súas.

9. Do staḋdis na prionnsadha sian re na ccainnt, agus do ċuirdis a lám ar a mbéul.

10. Do éisdidis na huáisle, agus do bioḋ a tteanga ceangailte ann a ccarbad.

11. A nuáir do ċluineaḋ an ċluas mé, ann sin do beannuiġeaḋ sí mé, agus a nuair do ċíḋeaḋ an tsúil mé, do ḃeireaḋ sí fiaḋnuisi liom.

12. Do ḃríġ go sáorainn an boċt do éiġeaḋ, agus an dilleaċta, agus an té naċ bioḋ aon aige do ṫárṫoċaḋ é.

13. Do ṫigeaḋ beannaḋ an té do bi réiḋ ċum báis orum, agus do ṫógḃuinn croiḋe na baintreaḃuiġ ċum abrán do gabáil lé lúaṫġáir.

14. Do ċuir mé ionnracus orum, agus dʼéuduiġ sé mé: do bi mo ḃreiṫeamnus amail róba agus diadem.

15. Do bi mé am ṡúilib ag an ndall, agus do buḋ cosa don bacaċ mé.

16. Do bi mé am aṫair ag an mboċt; agus do ṡpionuinn amaċ an ċúis naċ bioḋ a ḟios agam.

17. Agus do ḃrisinn giall an droċḋuine, agus do ṫarrainginn a ndáil as a ḟiaclaib.

18. Annsin a dubairt mé, do ġeba mé bás ann mo nead, agus mérideoċaiḋ mé mo láeṫe amail gaineam.

19. Do leaṫnuiġeaḋ mo ḟréam amach láim ris na huisceaḋaib, agus do luiḋ an drúċt ar ḟeaḋ na hoiḋċe ar mo ġeagán:

20. Do ḃi mo ġlóir úr ionnam, agus do haṫnuáiġeaḋ mo boġa ann mo láim.

21. Do ḃeirdís daóine éisteaċt dam, agus do ḟeiṫedís orum, agus do ċoimédís rún ar mo ċomairle.

22. Tar éis mo ḃriaṫar ni labraidís a ris, agus do ṡileaḋ mo ġlór orra.

23. Do biḋís ag súil riom, mar do beiḋís ar ḟearṫuinn, agus dosgslaidís a mbéul go ḟarsing, amail a ccoinne na fearṫanna deiġionaiġ.

24. Dá mbéin ag gáiriḋe fúṫa, ni ċreidfidís mé, agus níor ṫeilgeadar síos solus mo ġnúise.

25. Do ṫoġ mé amaċ a sliġe, agus do ṡuiḋ mé mar ċeannphort, agus do ċomnuiġ mé mar ríġ annsa tsluaġ, mar aon ċoḃruiġṫeoir na ndóḃrónaċ.

C A I B. 30.

ACht anois an drong is óige ná misi, atáid ag magaḋ orum, noċ ar ṫarcuisnighe lem a naiṫre do ṡuiḋiuġaḋ a bfoċair madraḋa mo ṫréuda.

2. Cred ċena dá bfoiġenaḋ neart a lám dam, noċ iona ndeaċuiḋ a naóis foirfe a muġa.

3. Tre riaċtanus agus ġorta do bádar uáiġneaċ ag teiṫiom fan bfásach sa naimsir do ċuáiḋ ṫort uáigneaċ fásamail:

4. Noch do ġearraḋ a níos milmeacáin láim ris na craóbaib, agus fréuma iuniper mar ḃiaḋ.

5. Do dibreaḋ amaċ iad ó beiṫ a measc daoine, (do éiġeadar na ndiáiġ amail a ndiáiġ gaduiġ.)

6. Chum áitreabaḋ a sceilpib na ngleann, a nuamaib talman, agus annsna carraigib.

7. A measc na ndosán do sgreaċadar: fá na neantógaib do ċruinniġeadar a bfoċair a ċéile.

8. Do bádar na ccloinn amadán, fós na ccloinn daóine gan ainm ar biṫ: do buḋ mesa iad ná an ċriáiḋ.

9. *Agus a nois is misi is abrán dóib, is mé a bfocal magaiḋ. * Psal. 35. 15. & 69. 12.

10. Dfuaṫuiġeadar mé, teiċid siad a bfad uáim, ni ċoiglid gabáil do ṡeiliġib am éudan.

11. Do ḃriġ gur scaóil [Dia] mo ṡlabraḋ, agus gur buáiḋir sé mé, do léigeadar fós an srian scaóilte roimam.

12. Eirġid na hógánaiġ dom láiṁ ḋeis, sraóilid siad mo ċosa uáim, agus tógbuid súas am aġaiḋ sliġṫe a naiḋmillte féin.

13. Millid siad mo ċasán, cuirid siad mainḋeise ar a haghaidh, gan cuiḋiġṫeach ar biṫ aca.

14. Tangadar orum amail briseaḋh a sreaċh foirleaṫan: annsa dólási-
ṫan:

thangadar ar mhuin a chéile orum.

15. Do hiompóiġeaḋ úaṫḃás orum: do nid tóraiġeas mh'anum mar an ngaóiṫ: agus imṫiġiḋ mo ṡólás uáim mar néull.

16. Agus anois atá manam ar na dhórtaḋ amaċ orum; do ġlacadar láeṫe a naimsire greim díom.

17. Atáid mo ċnámha ar na ttolladh ionam a naimsir na hoiḋċe: agus ní ġlacaid mféiṫeaċ suáimneas.

18. Le méid ċumais [mesláinte] atá mh'édaċ ar na áṫruġaḋ: ceangluiḋ sé timċioll mé mar ċoiléur mo ċóta.

19. Do ṫeilg sé mé san laiṫiġ, ionnus gur cosṁuil mé re púdar, agus re luáiṫ.

20. Eiġim ċugadsa, agus ní ċluin tú mé: seasuim súas, agus ní bhí beann agad orum.

21. Tháinic tú go fíoċmhar ċugam: led láim láidir ċuireas tú tú féin am aġaidh.

22. Tógbhuiḋ tú súas mé ċum na gaóiṫe: do beir tú orum marcuiġeas do ḋéanaṁ uirre, agus seaóiliḋ tú ó ċéile mo ṡubstaint.

23. Oir atá a fios agam go mbéura tú ċum báis mé, gus an tteaġ do ċinneaḋ do na uile ḃeó.

24. Acht ċeana, ní sínfiḋ sé a lámh amach ċum na huáiġe, macá go ccoimgeóriḋ siad iona léirsgrios.

*Romh.12.15 Psal. 35. 13. 25. * A neaċ naċ ar ċaóin misi ar son an té do bhí a mbuáidhreaḋ? naċ raiḃ manum doilġiosaċ ar son an boiċt?

26. A nuáir do bhí súil agam re maiṫ, is ann ṫáinic olc ċugam, agus a nuáir do bhí mé ag feiṫiom re solus, is ann ṫáinic dorċadas.

27. Do fiuċadar minniġe, agus níor suáimniġeadar; ṫangadar laéṫe mairg romam.

28. Dimṫiġ mé ag caoineaḋ gan an ġrian: do ṡeas mé súas, agus do éiġ mé ann sa noireaċtus.

*Psal. 102. 6. 29. * Is dearbhráṫair do ḋraġúnaiḃ mé, agus compánaċ do ulċabhċaiḃ.

30. Atá mo ċroiceann dubh orum, agus do loisgeaḋ mo ċnámha le teas.

31. Do hiompóiġeaḋ mo ċláirseach mar an gcaoineaḋ a ndóbhrón, agus mo orgán a nguṫ na ndraoinge ġoilios.

## CAIB. 31.

DO riġne mé ceangal rem ṡúilibh: uime sin creud fá smuáinteoċuinn ar maiġdin?

2. Oir creud an roinn ó Dhia atá ó a núas, agus creud a noiġreaċt don uile ċumaċtaċ ón náit áird?

3. Naċ bfuil sgrios a ndán don droċḋuine? agus pionús iongantach do luċt oibriġṫe a neaṁċeirt?

4. Naċ bfaiceann seision mo ṡliġṫe, agus naċ áirmion mo ċoisċéime uile?

5. * Má siubail mé le díomaóineas, nó má ḋeifriġ mo ċos ċum ceilge; 2 Cron. 16. 9. Iob. 32.21. Seanraitt. 5. 21. & 15. 3.

7. Má dfill mo ċoisċéim as a tsliġe, agus gur ġluáis mo ċroiḋe lem ṡúiliḃ, agus má lean cáiḋe ar biṫ dom lámhaiḃ:

8. Ann sin dearnuinsi cur, agus iteaḋ neaċ oile é: tócoltar fós mo ṡliocht as a bfréimh.

9. Má mealladh mo ċroiḋe le mnaóí, nó má ċuir mé luiġeaċán a ndorus mo ċomharsan:

10. Ann sin meiliḋ mo bhean do neaċ oile, agus cromaidís daóine oile síos uirre.

11. Oir is coir gránna so, fós is lochd é re smaċtuġaḋ do na breiṫeamnaiḃ.

12. Oir is teine sin loisgios ċum sgriosta, agus do ṫoċlaḋ amaċ mo bhiseaċ uile.

13. Má ṫarcuisniġ mé cúis mógh-laiċ, nó mo ḃanógḃlaiċ, a núair do ċonċanadar riom:

14. Creud oile do ḋéanuinn a nuáir ḋéireoċaḋ Dia súas? agus a nuáir dféuċfaḋ

dfiafraidh sé, cred freagórfuinn dó?
15. Nach é an té do rinne misi annsa mbroinn, do rinne eision? agus nach áon do chum sinn annsa mbroinn?)
16. Má chongmhuigh mé na boicht ó na ttoil, nó má thug mé ar shúilibh na baintreabhaigh failliughadh:
17. Nó má dith mé mo ghreim liom féin am áonar, agus nár itiodar na dilleachtuighe de:
18. (Oir ón óige do bhí sé gá thabhairt suas am fochair amhail athair: agus do threórfuinn mé ise ó bhroinn mo mhathar.)
19. Dá bhfaicinn áonduine ag dul a mugha do dhíth éadaigh, nó bochd ar bith gan folach:
20. Munar bheannuighedar a leasrach mé, agus mun ar teighedh é le lomradh mo cháorach:
21. Má thóg mé mo lámh súas a nagaidh an dilleachta, a nuáir do chonnairc mé mo chunghnamh annsa ngeata:
22. Annsin tuitedh mo rígh ó chlár mo ghualann, agus brisder mo lámh as a cnámh.
23. Oir dob uáthbhás damhsa dioghaltas ó Dhia, agus do bhrígh a áirde nior fhéud mé a fhulang.
24. Má chuir mé mo dhóigh a nór, nó má dubhairt mé ris a nór fineulta, is tú mo dhóthchus:
25. Má lúathgháir mé do bhrígh gur mhór mo shaidhbhrios, agus do bhrigh go bhfuáir mo lámh mórán:
26. Má dféuch mé ar an ngrein a nuáir do dhéalruigh sí, nó ar an ngealaidh ag glúasacht a soillse;
27. Agus gur bhrosduigheadh mo chroidhe ós isiol, nó gur phóg mo bhéul mo lámh:
28. Dob uilc iad so mar an gcédna ré dioghailt don bhreitheamh: óir do shéunfuinn an Dia atá súas.
29. Má gháirdigh mé a nscrios mhillte an té le ar bhfuath mé, nó má thóg mé mé féin súas a nuáir tháinic olc air:
30. (Ní mó do léig mé dom bhéul peacughadh, ag órdughadh mallacht dá anam.)
31. Muna ndubhradar muinntir mo thighe; uch, gan againne dá fheóil, ni fhéadmaoid beith sásda.
32. Níor luigh an coimhightheach annsa tsráid, nar fhosgail misi mo dhoirse do noidhe.
33. Má dfolaigh mé mo shárughadh mar Adam, ag ceilt mo pheacaidh ann mo bhrollach:
34. An raibh eagla orum roimhe iomad mór [daoine], nó nar uáimnigh tarcuisne muinntear mé, as a raibh mé am thost, agus nach deachaidh mé amach as dorus?
35. Uch, nach bhfuigheadh áon mé, féuch, sí mo thoil go bhfreagradh an tuilechumhachtach mé, agus go scriobhadh mesgarra leabhar.
36. Go deimhin do ghlacfuinn ar mo ghualainn é, agus do cheingeolainn díom é mar choróin.
37. Do foillseochuinn dó uibhir mo choiscéimme, mar phrionnsa do rachuinn a ngar dó.
38. Má chomhghéiomh mo dhúithche am aghaidh, nó fós go ngolfuid a hetriche.
39. Má dhith mé a toradh sin gan airgiod, nó má thug mé ar a sealbhadóir a mbeatha do chaill.
40. Fásadh fóghbanáin a náit cruithneachta, agus cogal a náit éorna. Do chriochnuigheadh briathra Iób.



C A I B. 32.

NAnsin do choisceadar an triúr so do freagra Iób, do bhrígh go raibh sé ionnraic iona shúilibh féin.
2. Ann sin do hadhnadh fearg Elihu mhic Barachel, an Buzíteach, do threubh Ram: a nagaidh Iób do hadhnadh a fherg, do bhrígh gur fhireanuigh sé é féin tar Dhia.
3. Mar an ccédna a nagaidh a thriar

capad

caradh do hadhnadh a fearg, do brigh nach bfuaradar freagra ar bith, agus thar éis sin gur damnaigheadar Iób.

4. Anois do bhí Elihu ag feitheamh nó go labhradh Iób: do brigh gur sine iadsan ná é.

5. An nuair do chonnairc Elihu nach raibh freagra ar bith a mbéul an triúir si, an sin do hadhnadh a fearg.

6. Agus do fhreagair Elihu mac Barachel an Buzitech, agus a dubhairt, atáimsi óg, agus sibhse ro shean, uime sin do bhí mé ro eaglach, agus níor léig a neagla dam mo bharamhail dfoillsiughadh dhaoibh.

7. A dubhairt mé go labhradh laithe, agus go muinfidis iomad bliadhan eagna.

8. * Acht atá spiorad san duine, agus do bheir anál a nuilechumhachtaigh tuigse dóibh.

*Caib. 38. 36. Seanraite. 2. 6. Eccles. 2. 26. Dan. 1. 17 & 2. 21.

9. Ní bhíd na daoine móra a gcomhnuidhe crionna; ní mó thuigid na seanóirigh breitheamhnus.

10. Uime sin a dubhairt mé, éistigh riomsa, taisbeanfaidh mé mintinn féin.

11. Féuchaidh, dfan mé ré bhur mbriathraibhse; thug mé cluas da bhur réasúnaibh, an feadh do sgrúdabhair cred a déaradh sibh.

12. Do fheith mé fós oraibh, agus féuch, ní raibh aon agaibh do chlaoi Iób, ná thug freagra ar a bhriathraibh:

13. Deagla go naibeoradh sibh, fuaramairne amach eagna: Dia theilgios síos é, ní duine.

14. Anois níor dhírigh sé a bhriathra am aghaidhsi; ní mo fhreigeórusa misi é lé bhur mbriathraibhsi.

15. Do bhádar ar crithnughadh, níor fhreagradar ní sa mó, do sguireadar do labhairt.

16. An nuair do fheith mé (óir níor labhradarsan, agus do thosadar, agus níor fhreagradar ní sa mó:)

17. [A dubhairt mise] freagórthaidh mé fós mo chuid féin; taisbeanfa mé mo bharamhail mar an gcéadna.

18. Oir atáim lán do bhriathraibh, coimheignighidh an spiorad atá a stigh ionnam mé.

19. Féuch, atá mo bholg amhail fíon ag nach bhí gaothsaoire, atá sé réidh chum brisde amhail buideala nuadha.

20. Laibheóra mé, ionnus go bhfuighe mé fionnfhuaradh: foisgeóla mé mo bhéul, agus freagóra mé.

21. Ná gabhaim chugam, iarruim dathchuinge ort, pearsa aonduine, na raibh mó bhéarus mé gairm sblédhach do dhuine.

22. Oir ní fidir mé tiodhlaic sbleadhacha do thabhairt uaim, [dá ndéanainn sin] is gearr do bhiadh mo chruthaightheóir dom bhreith as.

C A I B. 33.

Uime sin, a Iób, iarruim dathchuinge ort, éist réim comhráidhtesi, ⁊ cluin mo bhriathra uile.

2. Féuch, anois dfosgail mé mo bhéul, do labhair mo theanga ann mo charbad.

3. Laibheoraidh mo bhriathra mintinn dhíreach, agus mo bhéul eolus go glan.

*Psal. ... 17.

4. Spiorad Dé do rinne mé, agus anál a nuilechumhachtaigh thug anum ionnam.

5. Mas éidir leat mo fhreagra, cuir do bhriathra a nórdugh as mo choinne, seas suas.

6. * Féuch, atáim do réir hiarratais a náit Dé, atáim fós ar mo chumadh amach as an criadh.

*Caib. 9. 35.

7. Féuch, ní dhéanadh muathbhas thusa eaglach, ní mó bhias mo lámh trom ort.

8. Go deimhin do labhair tú ann méisteacht, agus do chuala mé guth do bhriathar, [ag rádh]

9. Atáim glan gan choir, atáim neimhchiontach, ní mó atá éiceacht ionnam.

10. Féuch, do gheibh seision cúisionna am aghaidh, do ghní sé mar a námhaid mé.

11. Cuiridh

11. Cuiridh sé mo ċosa ann sa ċep, coimhéadaiġ sé mo ċasáin uile.

12. Féuċ, annso ni bfuil tú ceart: freigeora misi ṫú, gur mó Dia ná duine.

13. Cred as a sgreadann tusa na aġaidh? óir ni tugann sé cuntus a naonċuis dá ċuisib.

14. Oir labhruidh Dia aonuáir, fós fá dhó, as ni ṫabhair duine dá aire é.

15. A naisling, a bfís na hoiḋċe, a nuáir ṫuitios codladh trom ar ḋaóinibh, a néullfaintiġ ar an leabaidh.

16. Annsin fosclaidh sé cluása na ndaóine, agus séulaidh sé a a dteagasg,

17. Chor go ttairngeonguidh sé duine ó na ṫriall, agus go bfoileoċaidh sé úabhar ar duine.

18. Congmhaidh sé a anum ar ais ón poll, agus a ḃeaṫa ó ṫuitim leis an cclaidheamh.

19. Smachtuiġṫear fós lé péin ar a leabaidh é, agus iomad a ċnámh le [péin] láidir:

* Psal. 107. 17.

20. * Ionnus go bfúaṫuiġionn a ḃeaṫa arán, agus a anum biadh deaġblasta.

21. Cnaóitear a ḟeóil de, naċ bi sí re faicsin: agus a ċnáma naċ facċus, seasuidh amaċ.

22. Teannuiġidh a anum a bfogus do nuáiġ, agus a ḃeaṫa do na millteóiribh.

23. Má bionn teaċtaire na fochair, fear ariotuil, áon a measc míle, do ṫaisbenadh a ċeart do duine:

24. Annsin tá sé grásamhuil dó, agus a deir sé, sáor é ar dul sios ann sa poll, fuáir misi fúasgladh air.

25. Biáidh a ḟeóil ni is úire ná feóil leinbh, fillfidh sé ar láeṫib a ógántaċta.

26. Guidhfidh sé Dia, agus bia fabhrach dó, agus do ċifidh sé a ġnúis maille re gáirdeaċus: óir cuiteoċuidh sé ris an nduine a ionnracus.

27. Féuċuidh sé ar na daóinibh, agus má deir áonduine, do peacuiġ mé, agus do ċuir mé an ceart ar ccúl, agus ni ḟoġnna tarba dam;

28. Sáorfuidh sé a anum ar dul ann sa poll, agus do ċífidh a anum an solus.

29. Féuch, oibriġidh Dia na neiṫesi uile go minic ris an nduine,

30. Do ṫabhairt a anma ar ais ón poll, do ṫabhairt soluis dó lé soillse na mbeó.

31. Tabhair aire go maiṫ, ó a Ióbh, éist riomsa, bi ad ṫost, agus laibheora misi.

* Psal. ... 23.

32. Má atá ní agad re a rádh, freagair misi: labhair, óir is mian liom do ġlanadh.

* Gen. ... Exod.

33. Mun a bfuil, éist riomsa, bi ad ṫost, agus múinfidh misi eagna ḋuit.

Caib. 34.

Tuilleamh oile, do freagair Elihu, agus a dubhairt,

2. Eistiġ mo ḃriaṫarasa, a ḋaóine críona, agus tugaidh éisteaċt dam a lusa agá bfuil an teolus.

* Caib. 12.11.

3. * Oir dearbhuiġ an ċluás briaṫra, mar blaisios an béul biadh.

4. Toġmaóid dúinn féin breiṫeamhnus: bíodh a fios aguinn eadruinn féin cred an ni is maiṫ.

5. Oir a dubhairt Ióbh, atáim ionnruic, rug Dia mo ḃreiṫeamhnus leis.

6. A ndéanuinn bréug a naġaidh mo ċeirt? atá mo ċneadh doileiġis gan ċionta.

7. Cia an duine atá cosmhuil re Ióbh, noċ ibheas súas magadh amhuil uisge?

8. Noċ imṫiġios a ccuideaċta na ndroinge oibriġios éigceart, agus siubhluiġios lé droċḋaóinibh.

9. Oir a dubhairt sé, ni ḟoġnann tarba ar biṫ do duine, dúil do ḃeiṫ aige a Ndia.

10. Ar a nadhbharsin, éistiġ riomsa,

siḃsi a ḋaoine tuigsionaċa*; go ma fada biaſ ó Ḋhia [go ndénaḋ sé] olc, agus ó nuileċumaſac, [go ndénaḋ sé] éigceart.

11. * Oir aiseogtar don duine a obair féin, agus do ḃéara sé air gach don-duine go bfuiġe do réir a ṡliġteaċ.

12. Fós is dearḃ naċ ndéna Dia go holc, ní mó millfios an tuileċu-maċtach breiteaṁnus.

13: Cia ċuir cúram air fan ttalaṁ? nó cia ṡuiġiḋ an doṁan uile?

14. * Má ṡuiġionn sé a ċroiḋe ar ḋuine, má ċruinniġionn sé ċuige féin a ṡpiorad, agus a anál.

15. * Díoġbáiġfiḋ sé a nuile ḟeóil le ċéile, agus fillfiḋ an duine a rís ċum luaiṫriġ.

16. Má atá tuigse agad a nois, cluin so: éist ré guṫ mo ḃriaṫar-sa.

17. An ndéna an té ḟúaṫuiġios ceart, úaſaránas? agus a ndaim-neoċuiḋ tusa an té is róiċeirte?

18. A niomċuḃuiḋ a ráḋ re Ríġ, atá tusa go holc? agus ré priońsaḃuiḃ, atáṫaoi neiṁḋiaḋa?

19. * Ca méd ní is luġa ris an té naċ ccuirionn suim a bpearsannuiḃ na bprionnsaḋ, agus naċ measann an saiḋḃir ní is mó na an boċt? óir is iad uile oibreaċa a láṁ.

20. Do ġeḃuid bás a móiment, a-gus buaiḋeorṫar na daoine san me-dhon oiḋċe, agus raċaid as, agus béartar an neartmar as gan láṁ.

21. * Oir atáid a suile ar ṡliġ-ṫib an duine, agus do ċí sé a imṫeaċta uile.

22. Ní bfuil dorċadas nó scáile báis, mar a bféudfaidis oibriġṫe na héccóra iad féin dfolach.

23. Oir ní leagfuiḋ sé ar an nduine ní is mó ná ceart, as a raċaḋ sé a mbreiṫeaṁnus ré Dia.

24. Brisfiḋ sé a mbloḋuiḃ daoine cumasaċa gan áiriom, agus cuirfiḋ sé daoine oile iona náit.

25. Ar a naḋbarsin atá fios a noibreaċ aige, agus iompoiġiḋ sé bun os cionn iad san noiḋċe, ionnus go sgriostar iad.

26. Buailiḋ sé iad mar ḋroċḋaoiniḃ a radharc ṡoilléir daoine oile.

27. Do ḃríġ gur filleadar ar a nais uaḋasan, agus nár ċuigeadar suim a naon dá ṡliġṫiḃ.

28. Ionnus go ttugaid ar ċoimgeac na mboċt teaċt ċuige, agus do ċluin sé éiġeam na ttruaġán.

29. A nuáir do beir sé suaimnios uaḋ, cia ḟéadas ansin buaiḋreaḋ do ḋénaṁ? a nuair folċus sé a aġaiḋ, ansin cia ḟéadas amarc air? más a naġaiḋ cinid é, nó a naġaiḋ éinduine aṁáin:

30. Go naċ riaġlocaḋ fear a nfuar-ċráḃuiḋ, deagla go ngaḃṫaoi na daoine a bpaintéir.

31. Go deiṁin is iomċuḃuiḋ a ráḋ lé Dia, dfulaing mé [smaċtuġaḋ,] ní ċiontoċuiḋ mé níos mó.

32. An ní naċ bfaicim, múinis dam é; má rinne mé éiccert, ní ḋénaḋ níos mó.

33. An do réir do ṫoilesi budh cóir an ní beiṫ? do ḃéara sé a luáiḋeaċt uaḋ, má ḋiultann tú é, nó má beirionn tú do roġain é, agus ní misi: uime sin labair an ní is fios duit.

34. Innisidís daoine tuigsionaċa dam, agus éisteaḋ duine críonna riom.

35. Do labair Iób gan eólus, agus do bádar a ḃriaṫra gan ċríonnacht.

36. Isi mo ṫoil Iób do ṫeastuġaḋ go deireaḋ, do ḃríġ a ḟreagarṫa ar son na ndaoine cciontach.

37. Oir cuiriḋ sé míriaġuil a cceann a peacuiḋ, buailiḋ sé a ḃasa ar measg, agus méaduiġiḋ sé a ḃriaṫra a naġaiḋ Dé.

* Deut. 32. 4. Caib. 8. 3. & 36. 23. Psal. 92. 15. Romh. 9. 14.
* Psal. 62. 12. Seanraite. 24. 12. Ier. 32. 19. Ezech. 33. 20. Math. 16. 27. Romh. 2. 6. 2 Cor. 5. 10. 1 Pet. 1. 17. Taisbean. 22. 12.
* Psal. 104. 29.
* Gen. 3. 19. Eccles. 12. 7.
* Deut. 10. 17. 2 Croin. 19. 7.
* Gniomh. 10. 34. Romh. 2. 11. Gal. 2. 6. Ephes. 6. 9. Col. 3. 25. 1 Pet. 1. 17.
* Sean. 5. 21. & 15. 3. Iob. 31. 4. 2 Croin. 16. 9. Ier. 16. 17.

## Caib. 35.

DO labair Elihu tuilleim oile,
agus a dubhairt,
2. An saóilionn tusa so
do beiṫ ceart, mar a deir
tú, is mó mionnracus ná ionnracus
Dé?
3. Oir a dubhairt tú, créd an tarba
do beiṫ duitsi, agus créd an socar
do beiṫ daṁsa (má glantar mé) óm
ṗeacaḋ?
4. Freagóruiḋ misi ṫú, agus do ċom-
panuiġ maille riot.
5. Féuċ ar na neaṁuiḃ, agus faic,
agus amhairc na néulla is áirde ná ṫú.
6. Má ṗeacuiġionn tú, créd do ni
tú na aġaiḋsion? nó má mhéaduiġ-
ṫear do ṡáruiġṫe, créd do ni tú airsi-
on?
* Psal. 16. 2 Romh. 11. 35. Iob. 22.3. 7. * Má bionn tú firéunta, créd
do beir tú dósan, nó créd ġlacus
sé as do láim?
8. Féuduiḋ hurċóid duine mar ṫú
féin do ġortuġaḋ, agus féuduidh
hionnracus socar do ḋénaṁ do ṁac
an duine.
9. Do ḃriġ iomaid sáruiġṫe, do
beirid ar an ndruing ar a luiġṫior,
cómhairc do ḋénaṁ: éiriġid go hárd do
ḃriġ láime an ċumasuiġ.
10. Acṫ ni abair áoinneaċ, cáit a
bfuil Dia mo ċruṫuiġṫeóir, noċ do
beir dánta úaḋ san noiḋċe?
11. Noċ ṫeaguiscios sinn ni is mó
ná beaṫuiġ na talṁan, agus do
ni níos críonna sinn ná énlaiṫ niṁe.
12. Ann sin cómhairṫid siad (acṫ
ni ḟreagrann áoinneaċ) do ḃriġ uabhair na
ndroċḋaóineaḋ.
* Caib. 27.6. Seanraite. 1. 28. Isa. 1.15. Ier. 11.11. 13. * Go dearbṫa ni éistfiḋ Dia
re díoṁaóineas, ni mó bias meas ag a
nuilecumasac air.
14. Mátá go nabair tú, ni ḟaic-
fiḋ tú é, ṫair sin atá breiṫeaṁnus
iona ḟiaḋnuise: uimesin bioḋ dóċus
agadsa as.
15. Acṫ anois do ḃriġ naċ mar-
sin atá, ṫáinic sé air cuáirt iona
ḟeirg, gidheaḋ ni haiṫniḋ dósan sin
a riaṡanus mór.
16. Ar a naḋḃarsin foscluiḋ Iób
a ḃéul go díoṁaóin: foirlionaḋ sé
briaṫra gan éolus.

## Caib. 36.

DO ċuaiḋ Elihu fós air a a-
ġaiḋ, agus a dubhairt.
2. Fulaing daṁ beagán,
agus taisbeanfuiḋ mé duit
go bfuil ni agam fós re a ráḋ a
ttaoḃ Dé.
3. Do ḃéura mé méolus as imċian,
agus cuirfiḋ mé ceart a leiṫ mo ċru-
ṫuiġṫeora.
4. Oir go firinneaċh, ni béiḋ mo
briaṫra bréagach, an té atá iomlán
a néolus atá sé maille riotsa.
5. Féuċ, atá Dia cuṁaċtach, a-
gus ni ṫarcuisniġionn sé aoinneaċ: atá
sé cuṁaċtach a neart, agus a ccrío-
nnaċt.
6. Ni ċáoṁnann sé beaṫa an droċ-
duine; acṫ do beir sé ceart don ḃoċt.
7. * Ni ṫarrngionn sé a ṡúile ó nfí- * Psal. 34.14.
réun: acṫ bid siad a bfochair Riogh
annsa ċaṫaóir ríoġḋa; fós daingniġ
sé iad go bráṫ, agus árduiġṫear
iad.
8. Agus má bid siad ceangailte
a ngeimlib, agus da ccongmáil a
slabraḋuiḃ na haindeise:
9. Annsin taisbeanuiḋ sé a nobair, a-
gus a sáruiġṫe iona ndeaċadar tar
moḋ:
10. Osgluiḋ sé fós a ccluas ċum
foġlumṫa, agus aiṫniġiḋ sé díoḃ
filleaḋ ó éigceart.
11. Má umluiġid agus fognaṁ * Caib. 21.13.
dó, * caiṫid a láeṫe a sonus, agus a
mbliaḋna a sólás.
12. Acṫ muna numluiġid siad, tuit-

fíd leis an ccloidhiomh, agus do ġebhaid
bás gan eolus.
13. Acht na fuarcráibhthigh a
ccroidhe, cruaċaid siad fearg súas:
ni éighid siad a nuáir ċeanglus sé iad.
14. Do ġebhaid bás san nóis óig,
agus bi a mbeaṫa a measg na ndaóine
neamhġlan.
15. Tárṫaiġidh sé an boċt iona
amhgar, agus fosgólaidh sé a ccluasa
a sárugaḋ.
16. Dá nós sin dáṫroċadh sé thu-
sa as an ccumgach go hionad fairsing,
mar nach bfuil cumgach ar biṫ, agus
an ni do cuirfidhe ar do bórd, do bhiaṫ
sé lán do mheathus.
17. Acht do ċoimlíon tusa breaṫ
na ccionṫach; do rug breiṫeamhnus a-
gus ceart greim ort.
18. Do briġ go bfuil fearg [riot],
tabhair haire nach bfuadaiḋ sé leis thú re
na buille: ansin ní sáorfa fuasglaḋ
mór thú.
19. An mbia beann aige ar do saiḋ-
bhrios? ní biáid, nó ar ór, nó ar a
uile ċumus neirt
20. Ná sir a noidhċe, a nuáir
ġearrtar daóine amach iona náit.
21. Tabhair haire, ná cuir do ṫuil
a neiṁcceart: óir do ṫog tú so tar
smaċtuġadh.
22. Féuch, árduigh Dia le na neart:
cia mhúinios mar é?
23. Cia ċuir a sliġe dfiaċaib air?
nó cia fhéadus a ráḋ, doibrig tú éig-
ceart?
24. Cuimhniġ a obair do mórugaḋ,
noċ do ċid na daóine.
25. Féudaidh gach áonduine sin
dfaicsin, féudaidh duine a faicsin a
bfád uaḋ
26. féuċ, atá Dia mór, agus ni
fheadamar cia hé, agus ni mó is éidir
fios uimhre a bliadhan dfaġáil.
27. Oir do ni sé na braóin uisge
beag, dóirtid siad a nuas fearṫuinn do
réir a ccéo:
28. Noch silid na néulla, agus
dóirtid ar duine go lionmhar.
29. An bféadann fós aóinneach leaṫnu-
ġaḋ na néull do ṫuigsin, nó fuaim a
ṫabernacuil?
30. Feuċ, leaṫnuiġidh sé a ṡolus
air sin, agus folċaidh sé íoċtar na
fairrge.
31. Oir is léo sin beirios sé breiṫ-
eamhnus ar na daóinib do beir biaḋ uaḋ
go lionmhar.
32. Le na láimhib folċus sé an
solus, cuiriġ sé dfiaċaib air gan dfil-
lugaḋ (leis an néull) ṫig eatorra.
33. Taisbeanaidh sé a ḟuáim dá ṫáobh
sin, a náirnéis fós a ttaob an neiṫe
ṫéid súas.

## CAIB. 37.

DIme so mar an gcéadna criṫ-
niġ mo ċroidhe, agus do
corruiġeadh as a áit é.
2. Eist go friocnamhach
fuáim a ġoṫa, agus an tormán ṫéid
amaċ as a béul.
3. Orduighidh sé é faói neamh go hu-
omlán, agus a ṫeintreach go téor-
annuib na talman.
4. Déiciġ guṫ na diáiġ sin; tóir-
niġidh sé le guṫ a oirdeirceis, agus
ni ċoimheoċaidh sé iad a nuáir ċluin-
fiġṫear a ġuth.
5. Tóirniġid Dia go hiongantaċ
le na ġuṫ, do ni sé neiṫe móra nach
bféudmaoid do ṫuigsin.
6. Oir * a deir sé ris a tsneaċta, * Psal. 147. 16, 17.
Bí ar an ttalamh ⁊ mar an gcéadna
ris an mionfearthainn, agus re mór-
fearthainn a neirt sion.
7. Sélaigid sé súas lám gach áon-
duine, chor go naiṫeonadh a uile
duine a oibreaċa san.
8. Ansin ṫéid na beaṫaiġ iona nuáim-
ib, agus fanaid iona náitib.
9. As an ttaobh ó dheas ṫig an
sídeán gaoiṫe, agus fúar ón ttáobh ó
ṫuáiġ.

10. Le hanáil Dé beirthior an sioc: agus congmhuighthear leithne na nuisgeadh.

11. Coirrid sé fós an néull tiugh le fliuchas: sgaoilidh sé a néull soillseach.

12. Agus iompoighthear timċioll fá ccuáirt é le na ċomhairlibh: ċor go ndénaidís gidh bé ní do aitheonadh sé dhíobh ar ghnúis an tsáoghail annsa talamh.

13. Do beir sé é teaċt, más é son smaċtuighidh, nó ar son a ḟearainn, nó ar son tróċaire.

14. Éisd ré so, a Iób: fan go socair, agus meabhruigh oibreaċa iongantaċa Dé.

15. An bfeadar tusa an tam ar ordaigh Dia iad, agus tug sé solus a néoill lonnrughadh.

16. An aithnid duit meadhughadh na néull, oibreaċa iongantaċa an té atá iomlán a néolus?

17. Cionnus bhíd hédaighe te a nuair ḟionnḟuarrghthior sé an talamh leis an ngaóith a ndeas?

18. Mar ċeann ndaigh tusa leis a ḟirmament do leathnughadh amaċ, noċ atá láidir, agus amhail sgáthán leaghtha?

19. Múin dúinn cred a déaram ris; óir ní ḟédmaoid ar ngnó dórdughadh do bhrigh an doircheadais.

20. A ninnseoċtar dósan go bfuilimsi ag labhairt? má labhrann duine, go deimhin sloigfighthear suas é.

21. Agus anois ní faicid duine an solus lonnrach atá annsna néullaibh: aċt gluáisidh an gaóth, agus glannaidh sí iad.

22. Thig aimsir bhreághda ó náird tuaidh: aige Dia atá mórdháċt uathbhásaċ.

23. Atáobh a nUilechumhachtaigh, ní héidir dúinn a ḟagháil amaċ, atá sé oirdheirc a ccumhas, agus a mbreitheamhnus, agus a bfairsinge ceirt: ní goirteoċaidh sé.

24. Uime sin doáoine eaglaighidh roimhe ar a nadbharsin: ní bhí meas aige ar aóinneaċ bhias críonna a ccroidhe.

## CAIB. 38.



AN sin do ḟreagair an Tighearna Iób, as an tsíodhghaoith, agus a dubhairt,

2. Cia hé so doirċighios comhairle le briathraibh gan eolus?

3. Crioslaigh a nois súas do leasrach mar ḟear: óir fiafroċaidh mise díot, agus freagair sí mé.

4. * Cáit a raibh tusa a nuáir do ṡuidhigh mise bunáit an domhain? foillsigh, má tá tuigse agad. • Psal. 104 5. Seanraite.30

5. Cia sin a ċomhas sin, mátá a ḟios agad? nó cia sin an dorubha é?

6. Cia é a bfuilid a bunáite sin ceangailte? nó cia ṡuidhigh a cloċ ċoirnéil sin?

7. A nuáir do ċanadar na réulta maidne re ċéile, agus do gháirsedar mic Dé uile le luathgháir.

8. * Nó cia do iaidh a ḟáirrge a stigh lé dóirsibh, a nuair do bhris sí amaċ, amhail do silfeadh sí amaċ as an mbroinn? • Psal. 104.9.

9. A nuáir do rinne mise néull na ċulaidh dí, agus doirċeadas tiugh na ċrisċeangal dí,

10. Agus ar bhris mé súas dí mo [áit] ċinnte, agus ar ṡuidhigh mé barradha, agus dóirse,

11. Agus a ndubhairt mé, go nuige so tiucfas tú; agus ní thairis: agus annso coisteoċtar do ṫonna uáibhreaċa.

12. An ttug tú é an maidin beith ann ar fead do láetheadh? agus an ttug tú ar éirge an láe a áit d'aithniughadh,

13. Chor go mbeireadh sé greim ar ċeoránnaibh an domhain, cor go ccroiththidhe na droċdhaoine as amaċ?

14. Do hiompoigheadh é mar ċriáidh ċum an tseula, agus seasaid siad amhail éadaċ.

15. Agus congmhuighthear a solus ó

na

na droċḋaoínib, agus brisfiġthear an ríġ árd.

16. A ndeachaidh tusa a steach a ssúmġiġib na fáirge? nó nar siubhail tú a sríonadh a naigéin?

17. An rabhadar geataḋa an báis osgailte romhad? nó an bhfaca tú doirse scáile an báis?

18. Ar mheas tú leitheid na talman? foillsiġ má atá a fios uile agad.

19. Cáit a bhfuil an tsliġe mar a ccomhnuiġion an solus? agus ar son an dorċadais, cáit a bhfuil a ionadh?

20. Chor go mbeirtheá go nuige a theorainn é, agus go mbeith fios a ċasan agad go nuige a tiġsion.

21. An bhfuil a fios sin agad, do bhríġ go rugadh a nuair sin tú? nó do bhríġ gur mór uibhir do laethe?

22. A ndeachaidh tú a steach a nionnmhusaibh an tsneachta? nó an bhfaca tú tiġ ionnmhuis an ċloichsneachta?

23. Noch do taisgiodh misi a ccoinne aimsire na buaiḋearta, a ccoinne lae an ċatha agus an ċogaidh?

24. Cia hé an tsliġe lé ndealuiġthear an solus, noch sgaoilear an ġaoth a noir ar feadh an domhain?

25. Cia roinn ionadh reatha a nuisge cum tuile na nuisgeadh? nó sliġe do ṫeinntiġ na toirrniġe,

26. Do thabhairt fá dearadh dhí fearthuinn ar an ttalamh, áit nach bhfuil duine ar bith; ar an bhfásach, ann nach bhfuil aonduine?

27. Do sásadh na bhfearann uaigneach, agus a thabhairt fá dearadh ar beangánaibh na luibhe laiġe sceineadh amach?

28. An bhfuil athair ag an bhfearthuinn, nó cia ġein braona an druchta?

29. Cia an bru as a ttáinic an cuisne? agus cia ġein sioc liath nimhe?

30. Atáid na huisgeadha foluiġthe mar budh le cloich, agus atá gnúis a naigéin cruinniġthe.

31. An bhféadann tusa oirḋemna millse Phleiades do ċeangal? nó ceangail Orion do sgaoileadh?

32. An bhféadann tú Mazzaroth do thabhairt amach iona am féin? nó an ttig dhiot Arcturus go na mhacaibh do ṫreorughadh?

33. An bhfuil fios órduiġthe flaitheamhnus agad? an bhféadann tú a tiġearnas do ċur ar talamh?

34. An bhféadann tú do ġuth do thógbháil suas cum na néull, ionnus go bhfoileocaidís iomad uisgeadh tú?

35. An bhféadann tú tintreach do ċur uait go nimthiġid, agus go nabraid riot, atámaóid ann so?

36. * Cia chuir críonnas annsna codhnaibh a stiġ? nó cia thug tuigsi don ċroidhe? * Caib. 32. 8. Eccles. 2. 26.

37. Cia fhéadus na néulla dáiriom a ccríonnacht? nó cia fhéadus buidéil nimhe do ċur na ccomhnuiġe,

38. An uair fásas an luaithreadh do bheith cruaidh, agus ceangluid na fóide go daingion dá ċéile?

39. * An ndéanna tusa fiadhach creiche don leomhan? nó an lionfa tú fonn na leomhan óg, * Psal. 104. 21.

40. An uair luiġid siad iona nuamhaibh, fanaid annsa sgáth cum beith a luigheachán.

41. * Cia ġléusus a bheatha do nfiach? a nuair sgreadaid a eóin óga ar Dhia, téid siad ar seachrán do ċion bídh. * Psal. 147. 9. Math. 6. 26.

## CAIB. 39.

AN * aithnid dhuit a nuair beirid gabhair fhiadhta na carraige? nó an bhféadann tú a ċomhartughadh ca huair beirid na heilite laoiġ? * Psal. 29. 9.

2. An bhféadann tú na míosa ċomháirem, noch iomlánuid siad? nó an aithnid dhuit a naimsir a mbeirid siad?

3. Cromaid siad iad féin, beirid a laoiġ óga, teilgid díobh a ndóbrón.

4. Bid a laoiġ óga a ccruth maith, fásuid siad suas le harbhar: tiaguid amach, agus ni aitfillid ċuca san.

5. Cia chuir amach an tasal fiadhuin saor? nó cia sgaoil cengal a nassail fiadhta?
6. Dá ndérna mé a thigh do nfásach, agus an fearann diosg a áitreabh.
7. Ni bhi suim aige a niomad daoineadh na caithreach, ni mó bhios suim aige a bhfógra an cheannaighe.
8. Náon na sliabh is inbhear dó, agus sirionnaidh sé a ndiaigh gach aoinneithe glas.
9. An mbia an tunicorn umhal ar fheirbhis do dhénamh dhuitse? nó an bhfanfa si ag do mhainséir?
10. An bhféadann tú an tunicorn do chengal le na chuing annsa neitrighe? nó an bhfoirsfidh sé na glenta ad dhiaigh?
11. An ttaobhta tú é do bhrigh gur mór a neart? nó an bhfágfaidh tú do sháothar taobh ris?
12. An ccreidfidh tú é go ttiubhra sé do shíol don bhaile? agus go ccruinneochaidh sé a stech dot sciobhól é?
13. (An tusa) thug na sciatháin bhreádha do na péacógaibh, nó sciatháin agus cleitech do niascaighe cháirnech?
14. Noch fágbhus a huighe annsa talamh, agus téighios iad a luaithreadh.
15. Agus dearmadaidh go bhféadann an chos a mbrughadh, nó an beathach álta a mbriseadh.
16. Cruadhaighthear i a nagaidh a héun óg, mar budh ead nach ar lé iad: as diomhaóin a sáothar gan egla.
17. Do bhrigh gur bhean Dia a gliocus di, ni mó do roinn sé tuigse ria.
18. An uair thógbhus si i féin suas go hárd, dísbeguigh sí an tech agus an marcach.
19. An tusa thug neart don ech? nar éadaigh tú a mhuinel lé tóirnigh?
20. An bhféadann tú a dhénamh eaglach amhail dreóllán teasbhaidh? is uathbhásach glóir a polláireadh.
21. Tochlaidh sé re na chosa annsa ghleann, agus gáirdighidh sé ann a neart: téid ar a aghaidh do theagmháil ris na fearaibh armtha.
22. Bi sé ag magadh fán egla, agus ni bhi uamhan air: ni mó fhillius sé ar a ais ón cclaidheamh.
23. Siurdánaigh an bolgán soighead na aghaidh, an gath loinnreach, agus an sciath.
24. Brisidh sé an talamh le cuthach, agus lé buile: agus ni bhionn sé socair ré fuaim an stuic.
25. A deir sé a measc na stoc, ha, ha; agus boltnaighidh sé an cath a bhfad uadh, tóirnech na ccaiptineadh, agus a nfuáimnech.
26. An leo ghliocus eitiollas an seabhac, agus sínes si a sciatháin don táobh ó dhes?
27. An air do chomhairle éirghios an tiolar suas? agus do ni a nead a náirde.
28. Aitreabhaidh si, agus fanaidh air an ccarraig, air chreagach na haille, agus na háite daingne.
29. As sin iarraidh si a beatha, agus do chidh a súile a bhfad uaithe.
30. Súghaid a héin óga fuil: agus * mar a mbio na mairbh, is annsin biás sise.

* Math. 24. 28. Luc. 17. 37.

## CAIB. 40.



Tuilleadh oile, do fhreagair an Tighearna Iób, agus a dubhairt,
2. An ttegoscaidh an té do ní imreas ris a nUilechumhachtach? an té iomaidtheas Dia freagradh sé féin ar a son.
3. Ann sin do fhreagair Iób an Tighearna, agus a dubhairt,
4. Féuch, atáim truaillidh, cred fhreagorus mé dhuit? leagfa mé mo lámh air mo bhéul.
5. Do labhair mé áonuair amháin, as ni fhreagora mé: fós fa dhó; acht ni rachad ar maghaidh.
6. Ann sin do fhreagair an Tighearna Iób amach as an tsioguin ghaoithe, agus a dubhairt,

* Caib: 38. 3. 7. * Crioslaigh súas anois do leas-
rach mar dhuine, fiafrochuidh misi diot,
agus innis dam.
* Psal 50.21. 8. * An ccuirfe tusa fós mo bhreith-
Romh: 3. 4. eamhnus ar ccúl? an ndaimneocha tú
mé, dot bheith féin ionnraic?
9. An bhfuil lámh agad mar atá ag
Dia? nó an bhféadann tú tóirneach do
dhéanamh lé guth mar eision.
* Psal: 104.1. 10. * Cóirigh tú féin anois lé mór-
dhas, agus lé hoirdheircus, agus éud-
aigh tú féin lé glóir agus lé scéimh.
11. Teilg amach buile threirge, a-
gus féuch gach aonduine dá bhfuil uaibh-
reach, agus ísligh é;
12. Féuch, ar gach nduine dá bhfuil
uáibhreach, agus ísligh é, agus sal-
tair síos na droch-dhaoine iona náit.
13. Folaigh anna luaithreadh iad lé
chéile, agus ceangail a naighthe a bhfo-
lach.
14. Annsin aidmheochaidh misi mar an
ccéadna duit, go bhféudaidh do lámh dheas
féin do tharrtháil.
15. Féuch anois Behemot do rinne
mé maille leatsa, ithidh sé féur mar
dhamh.
16. Amharc anois, atá a neart iona
leasrach, agus atá a brígh a nimlinn a
bhuilg.
17. Cornuighidh sé a fholt amhail
chéadar: atáid féitheach a chloch ceangail-
te dá chéile.
18. Atáid a chnámha mar phíopaibh
láidre práis, is cosmhail a chnámha lé
barraibh iaruinn.
19. Is é príomhobair slighthe Dé é:
an té do rinne é, féadaidh sé a chloidheamh
do chur go nuige é.
20. Go deimhin do bheirid na sléibhte
beatha dhó, mar a ndéunaid uile bheathaigh
an mhachaire súgradh.
21. Luighidh sé fa na crannaibh dorcha
a bhfolach na ngiolcach, agus na ccur-
rach.
22. Folchaid na croinn dorcha é le
na scáilibh, timchiollaigh saileóga na
habhann é fa ccuairt.
23. Féuch, ibhidh sé súas abhann, a-
gus ni dhéin sé deithnios: dóigh leis
go ttarrongaidh sé Iordan súas iona
bhéul.
24. [An] ngéabha [aon duine] é
iona radharc? nó an ttollfaidh sé a
shrón le dubánaibh.

---

## CAIB. 41.

AN bhféadann tú Lebiatan do
tharruing amach le dubán?
nó a theanga lé córda noch
léigios tú síos?
2. An bhféadann tú dubán do
chur iona shróin? nó a ghiall do tholladh
thríd lé dealg?
3. A ndéanna sé mórán gearáin riotsa?
an laibheóra sé briathra míne riot?
4. A ndéanna sé cunnradh riot? an
nglacfa tú mar sheirbhíseach go bráth
é?
5. A ndéanna tú súgradh ris amhail
éun? an cceangóla tú é dot chaili-
nibh.
6. A ndéanaid na compánaigh fleadh
de? an roinnfid siad é measc na ccean-
naighthe?
7. An bhféadann tú a chroiceann do lío-
nadh diarnaibh corránacha? nó a cheann le
treaghaibh éisc?
8. Leag do lámh air, cuimhnigh an cath,
ná déana ní sa mhó.
9. Féuch, is díomhaoin a dhóthchus san:
nach tteilgfighear duine síos le na rad-
harc amháin?
10. Ni bhfuil aon chomhorb sin dá léi-
gion a eagla a chorrughadh súas:
maiseadh marsin cia fhéadas seasamh ar
maghaidhse?
11. * Cia chuidigh liom as a ttiub- * Psal: 24.1.
rainn leasughadh dhó? gidh bé ar bith atá & 50: 12.
faoi neamh, is liomsa é. 1 Cor. 10.26.
12 Ni cheilfid mé a chodchanna, nó a
neart nó a dhealbh sciamhach.
13. Cia fhéudas aghaidh a éadaigh dfoill-
siughadh: nó cia fhéadas teacht chuige le na
shrian dhúbalta:
14. Cia

14. Cia ḟéudas doirse a aiġṫe
dosgladh; atáid a fiacla uaṫbásaċ
timċioll fa ccuáirt.
15. Asiad a lanna a nimėide, iadta
súas le ċéile le séula daingion.
16. Atá gaċ áon diob an comġar
sin da ċéile, naċ bféudann aiér ar
biṫ teaċt eatorra.
17. Atáid ar na ccur a cceann a
ċéile, ceangluid dá ċéile naċ éidir a
neidirdeaġlugadh.
18. Le na sėtrig soillsiġid so-
lus, agus atáid a súile cosmuil lé
forrdubruġ súl na maidne.
19. Amaċ as a béul téid tóir-
ṡeóda lasamla, agus lingid drithleanna
teineadh amaċ.
20. Amaċ as a pollairiḃ téid deataċ,
mar do raċadh as pota fiuċaig, nó
as oigean.
21. Deargaid a anal smearṫóide, a-
gus téid lasair amaċ as a béul.
22. Comnuiġid neart iona muinéul, ⁊
filltear dóbrón na ġáirdeaċus dá la-
ṫair.
23. Atáid slentaċ a ḟeóla coim-
ċeangailte dá ċéile: atáid daingion
ionta féin, ni héidir a ccorruġadh.
24. Atá a ċroiḋe comċruaidh re
cloiċ, fós comċruaidh re cuid do ċloiċ-
ioċtair muilinn.
25. An uáir tógbus sé é féin súas,
bid na neartmhair eaglaċ: air eagla bris-
ig glanuid iad féin.
26. Cloiḋeamh an té buáilios air sin,
ni ḟédann seasam, an gaṫ, an bonsaċ,
nó an tuséidead.
27. Measaid sé an tiarann mar ṫuiġe,
agus an prás mar ċonadh ċríon.
28. Ni ḟédann an tsoiġead a ċur
dfiaċaiḃ air teiṫeam; iompoiġṫear leis
cloċa an ċroinn tádhbhuil a ccoinn-
laċ.
29. Measaid na gáeṫe mar ċonnlaċ:
do ni gáire fá ċrotadh an ġaṫa.
30. Atáid cloċa ġéura faói: leaṫ-
nuiġid sé neiṫe géura ar an laṫaig.
31. Do beir sé air a naigéin fiuċadh
do nós an pota: do ni sé a nfairrge do
nós pota an photecari.

32. Do ni sé an tsliġe sórais-
ṫig na diaiġ; do shaóilfeadh neach an
taigean do beiṫ liaṫ.
33. Ni bfuil a leiṫéid air an tta-
lam, noċ do rinneadh gan eagla.
34. Do ċi sé a nuile ni árd: atá
sé na Riġ ós cionn uile ċloinne a núa-
bair.

## CAIB. 42.

AN sin do ḟreagair Iób an Tiġ-
earna, agus a dubairt,
2. Atá a fios agam go
bfédann tusa gaċ aóinni do
dénam, agus nach éidir
áonsmuáineadh do congmáil uáit.
3. * Cia hé an té do ċeilfiodh
comairle gan éolus? uime sin do la- *Caib. 38. 2.
bair misi an ni nar ṫuig mé, neiṫe ro
ionganṫaċa dam naċ raiḃ a bfios a-
gam.
4. Iarruim dáṫċuinge ort, éist, a-
gus laibeóra mé: fiafroċuid misi diot,
agus soillsiġsi dam.
5. Do ċuala mé teaċt ort le héis-
deaċt na cluáise, aċt anois do ċid mo
ṡúile tú.
6. Uimesin gráinim rom féin, a-
gus do nim aiṫriġeaċus a ccriaidh a-
gus a luáiṫ.
7. Agus is amluidh do bi tar éis
an Tiġearna do labairt na mbriaṫar-
so re Iób, go ndubairt an Tiġearna
re Heliphas an Temaniteċ, atá mfearg
ar naġnadh ad aġaidh, agus a na-
ġaidh do deise carad: óir níor lab-
rabair ormsa an ni fá cóir, mar do
labair mo ṡearbfoġantuiġ Iób.
8. Uimesin glacuidh ċugaiḃ anois
seaċt mbulóga agus seaċt reiṫe, a-
gus éirġid a cceann mo ṡearbfoġantuiġ
Iób, agus osraluidh súas ar bur son
féin iodbairt loisge, agus guidfid
mo ṡearbfoġantuiġ Iób ar bur son, óir
glacfuiġ misi leis: deagla go ndéanuinn

ribh do réir bhur leime, do ċionn nar labhrabhar orum an ni is ceart, mar mo śearbhḟoġantuiġ Iób.

9. Marsin dimṫiġ Eliphas an Temaniteaċ, agus Bildad an Suhiteaċ, agus Sophar an Naamatiteaċ, agus do rinneadar mar daiṫin an Tiġearna dhiobh: do ġlac an Tiġearna fós Iób.

10. Agus diompoiġ an Tiġearna daóirse Iób a nuáir do ġuiḋ sé ar son a ċarad: agus ṫug an Tiġearna fós do Iób dá oirid agus do bhi aige roimhe.

11. Ann sin ṫangadar a dhearbhráiṫre uile ċuige, agus a dhearbhsheaṫraċa uile, agus a nuile dhuine da raibh iona ṫaiṫuiġ roimhesin, agus diteadar arán leis iona ṫiġ: agus do bhi truáiġe aca dhó, agus do ċobhruiġeadar é ós ċionn a nuile uile dá ttug an Tiġearna air: ṫug gaċ aonduine fós piosa airgid dhó, agus gaċ áonduine cluásfáinne óir.

12. Marsin do bheannuiġ an Tiġearna crioċ dheiridh Iób ni is mó ná a ṫosaċ: óir do bhi ceiṫre mile dhéug cáora aige, agus sé mile cámall, agus mile cuing dhamh, agus mile asal bainionn.

13. Do bhi fós aige seaċt mic, agus triur inġean.

14. Agus ṫug Iemima dainm ar an cceidinġin, agus Cesia dainm air an dara, agus ainm na treas inġine Ceren-happuch.

15. Agus nior friṫ ar feadh na criċe mná comhsciamaċ re hinġeanuibh Iób: agus ṫug a naṫair oiġreaċt dhóibh a measc a ndearbhráiṫreaċ.

16. Ná dhiaiġsin do mhair Iób céad agus ceaṫraċad bliaġan, agus do ċonnairc a mhic, agus mic a mhac, eadhon ceiṫre glúine.

17. Mar sin dhéug Iób, ar mbeiṫ dhó sean agus lán do laeṫibh.

# Leabhar na Psalm.

## Psalm 1.

IS beannuighthe an fear nach siubhluighionn a ccomhairle na neimhdhiadhach, nach seasann a slighe na bpeacach, ⁊ nach suighionn a suigheachán na ttárcuisnech.

2. Acht atá a thoil a ndlighe an Tighearna, agus iona dhlighe smuaineas sé do ló agus doidhche.

3. Agus biaidh sé cosmhuil re crann planndaighthe láimh re haibhnibh uisge, noch do beir a thoradh iona aimsir iomchubhaidh; ni chrionfuidh fós a dhuille, agus gidh bé ni do dhéna sé, tiocfaidh bisech dhe.

4. Ni mar sin do na miochráibhtigh: acht atáid cosmhuil ris an lócán noch sgabus an gáoth.

5. Ar a nadhbharsin ni sheasfuid na miochráibhtigh annsa mbreitheamhnus, ná na peacaigh a ccoimhthionól na bfireun.

6. Oir bi fios slighe na bfireun ag an Tighearna: acht rachaidh slighe na neimhdhiadhach seachad.

## Psalm 2.

CRed fa ndéanuid na geinte baois, agus fa smuainid na daoine diomhaoines.

2. Cuirid Righte na talmhan iad féin a cceann a chéile, agus glacaid na riaghlóiridh comhairle re chéile a nagaidh an Tighearna, agus a nagaidh a ungthaigh, (ag rádh)

3. Brisem ó chéile a ccuibhreacha, agus teilgiom uainn a cceangail.

4. An té suighios annsna flaitheasaibh do dhéna sé gáire: do dhéna an Tighearna fochmuid orra.

5. Annsin laibheoruidh sé riu iona fheirg, agus cráidhfidh sé iad iona dhibhfeirg.

6. Gidheadh do chuir misi mo Righ ar mo chnoc naomhtha Sion.

7. Foillseochad mé an reacht: a dubhairt an Tighearna riomsa, is tú mo mhac, a niugh do ghin mé thú.

8. Iarr orum, agus do bhéara mé dhuit na geinte mar oighreacht, agus na cóchta is imchéine don talamh mar sheilbh.

9. Brisfe tú iad lé slait iaruinn, mionbruighfir iad iona ccodchuibh mar shoightheach criadh.

10. Bithi glic anois uime sin ó a Righte: glacaidh teagasg, a bhreitheamhuin na talmhan.

11. Fóghnuidh don Tighearna maille le heagla, agus lúathgháiridhidh maille lé creathaibh.

12. Pógaidh an mac, deagla go mbiadh sé feargach, agus go rachadh sibh a mugha san tslighe, an tan lassfus a fhearg bá lagad: is beannuighthe an dream uile, noch chuirios a ndóigh ann.

## PSALM. 3.

Psalm Dháibi, ag teitheadh ó na ṁac Absolón.



A Thighearna, cred mar do ṁéaduigh tú luċt mo ḃuáiḋeartha? is iomadamhuil an drong noċ éirġios súas am aġaiḋ.

2. Is iomadamhuil an drong a deir rém anam, ni ḃfuil cabhair ar bith dhó a Ndia.

3. Acht tusa, a Thiġearna, atá tú ad sgéiṫ damsa: mo ġlóir, agus fear tógṫa súas mo ċinn.

4. Déiġios ċum an Tiġearna lem ġuṫ, agus do ċúaluiḋ sé mé amach as a ċnoc náomtha.

5. Do luiġ mé síos, agus do ċodlas: do ḋúisiġios, óir do ċoṫuiġ an Tiġearna mé.

6. Ni biáiḋ eagla orum roimhe deiċ mile don ṗobal, noch do ċuir iad féin timċioll am aġaiḋ.

7. Éiriġ, ó a Thigearna, anaic mé, ó mo Dhia: óir do buáil tú mo naimde uile ar ċnáim an ġéill; do ḃrisis fiacla na druinge neimḋiaḋa.

8. Is ón tTiġearna tig slánuġaḋ: atá do ḃeannaċ ar do ṗobal.

## PSALM. 4.

Don ṗrimhfear ceóil ar Neginot, Psalm Dháibi.



Eisd riom a nuáir ġoirfead, ó a Dhé mfírénantasa: dfuásguil tú mé an tan do bí mé a ccumgaċ, déan trócaire orum, agus éisd murnaiġ.

2. O Sibsi, a ṁaca na ndaóine, cá fad beiṫi ag iompóġ mo ġlóire ċum náire? cá fad biás gráḋ agaibh ar díomhaoineas, nó déantaói lorgaireaċt a ndiáiġ bréag?

3. Acht bioḋ a ḟios agaibh gur ċuir an Tiġearna do leṫtaoib an duine diaḋa dó féin: cluinfiḋ an Tiġearna an tan ġoirfead air.

4. Bioḋ úaman oraibh, agus ná déanaiḋ peacaḋ: déanaiḋ comhráḋ re bur ccroiḋe féin ar bur leabuiḋ, agus éistiġ.

5. Offráluiḋ íoḋbarṫa na fírénantasa, agus cuiriḋ bur ndóiġ ann sa Tiġearna.

6. Atáid mórán ag ráḋ, cia ṫaisbeanfas maiṫ ar biṫ dhúinn? a Thigearna, tóg súas solus do ġnúisi orainn.

7. Do ċuiris lúaṫġáir ann mo ċroiḋe, ni is mo ná a nuáir do ṁéaduiġ a narbarsan agus a ḃfion.

8. Luiġfe mé mar an ccéadna a síoṫċáin, agus coiḋéola mé: óir tusa, a Thiġearna, amáin ċuireas am comhnuiḋ mé a neamḃáoġal.

## PSALM. 5.

Don ṗrimhfear ceóil ar Nehilot, Psalm Dháibi.



Tabhair clúas dom bhriaṫraibh, ó a Thiġearna; measaibh mo smuainteiġe.

2. Éisd re ġuṫ mo éiġme, ó mo Riġ, agus mo Dhia: óir is ċugadsa ġuiḋfeas mé.

3. Cluinfir mo ġuṫ ar maidin; ó a Thiġearna, ar maidin díreocaiḋ mé múrnaiġ ċugad, agus féuċfad súas.

4. Óir ni Dia tú agá ḃfuil dúil a nurċoid; ni mó ċoimneoċus olc maille riot.

5. Ni seasfaid na hamadáin ann do radarc: fúaṫuiġion tú a nuile luċt déanta na heagcóra.

6. Scriosfa tú an luċt do labhrus bréug

bréug: biáidh fúath ag an tTighearna
ar a nduine fuilteach agus mealltach.
7. Acht ar mo shon-sa, tiocfa mé a
steach ann do thigh, a niomadamlas do thró-
caire: agus ann heagla do dhéan adhradh
go nuige do theampall naomhtha.
8. Treóruigh mé, ó a Thighearna, ann
fhíréantas, do bhrígh mo naimhde; déan
do shlighe dírech am fiadhnuisi.
9. Oir ni bhfuil dísleas iona mbéul,
is fionnuirceóid an táobh a stigh díobh; is
uáigh osgailte a sgornach, do níd bla-
dar le na tteangaibh.
10. Sgrios iad, a Dhé, leagtar iad
le na ccomhairlibh féin: teilg amach iad a
niomadamlas a mighníomh, óir do rinnedar
easáonta ad aghaidh.
11. Acht gáirdigheadh a nuile dhuine
do chuir a dóigh ionnadsa: gáirdidis lé
lúathgáir go bráth, do bhrígh go ccumduighe
tusa iad: bidis mar an ccéadna an druing
leanab ionmhuin th'ainm, lúathgáireach ionnad.
12. Oir tusa, a Thighearna, beannocha
tú an fíreun: le fabhar timchiollfar é
amhuil buo le sgéith.

# PSALM. 6.

Don phríomhfhear ceóil ar Neginot ar Shemi-
nit, Psalm Dháibhi.

A Thighearna, ná himdheargh mé
ann fheirg, agus ná smachtui-
gh mé ann do mhiothaitnemh.
2. Déan trócaire orm, ó
a Thighearna, óir atáim lag: a Thighearna
leighis mé, óir atáid mo chnámha buáidhear-
tha.
3. Atá manam mar an ccéadna
buáidheartha go mór: acht tusa, a Thigh-
earna, cá fad?
4. Iompóigh, a Thighearna, fúasguil
manam: ó sáor mé ar son do thrócaire.
5. Oir san mbás ni bhfuil éanchuimhne
ort: ann sa nuáigh cia béuras buidheachus
duit?
6. Atáim tuirseach lem chneduigh: ar
gach na hoidhche cuirim mo leaba ar snámh:
fliuchuim miomdhuigh lem dhéaraibh.
7. Do milleadh mo shúil le dubhachus:
fásuigh sgennda do bhrígh mo uile naimhde.
8. Imthighidh uáim sibhsi, a uile lucht
déanta na heagcóra: óir do chúaluigh
an Tighearna guth mo éighme.
9. Do chúaluigh an Tighearna mo ghea-
rán; ghéubhuidh an Tighearna rem urnaigh.
10. Bidis mo naimhde uile náireach, a-
gus ro buáidheartha; fillidis, agus bi-
dis náireach go hobann.

# PSALM. 7.

Siggaion Dháibhi, noch do sein sé don
Tighearna, a ttaobh briathar Chus an
Beniamiteach.

A Thighearna Dia, ionnadsa chui-
rim mo dhóigh: tárthuigh mé ó
nuile noch ghéirleanas mé, agus
sáor mé.
2. Deagla go réubfadh sé manam a-
mhuil leoman, dá stróchadh a ccodchuibh, a
nuáir nach bhfuil éinneach ann do aincfeadh.
3. O a Thighearna mo Dhia, má rinne
mé so; má atá éigceart ann mo lámhuibh:
4. Má chúitigh mé olc ris an té do
bhí a siothcháin riom: (fós do ainic mé an
té noch atá na námhuid dam gan chúis).
5. Dlenadh mo námhaid géirleanmhuin ar
manam, agus gabadh sé é; fós saltr-
adh sé síos mo bheatha ar an ttalamh, a-
gus léigeadh sé monóir san luáithreadh.
6. Eirigh, a Thighearna, ann fheirg, tóg
súas tú féin tre anbhuidhe mo naimhde-
si: agus músguil ar mo shon-sa chum
an bhreitheamhnuis noch do fhúagruis.
7. Mar sin cuirfeochaidh coimhthionol
na ndaoine do timchioll: ar a shon-san
uimesin fillsi ar árd.
8. Bearuidh an Tighearna breitheamhnus
ar an bpobal; breathnuigh misi, ó a Thigh-
earna, do réir mfírinntea-sa, agus do
réir mo dhíoghruisi noch atá ionnam.

9. O

9. O críochnuighedh olc na cciontach; acht daingnigh an duine ceart: óir dearbhuighidh an Dia firinnta na croidhthe, agus na dubháin.

10. Is ón Tighearna atá mo chosnamh, noch shaoras an díreach a ccroidhe.

11. Do ní Dia breitheamhnus ar an bhfiréun, agus bí Dia feargach [ris an cciontach] gach laói.

12. Muna bhfillidh sé, cuirfe sé faobhar ar a chloidheamh: do lúb sé a bhogha, agus do rinne sé ullamh é.

13. Do ghléus sé dhó mar an cceudna oirnéis an bháis: do ordaigh sé a shaighghedha a naghaidh na ningreamach.

14. Féuch, bidh sé torrach le héiccceart, agus do ghabh sé urchóid, agus do rug sé neimhfirinne.

15. Do rinne sé clais, agus do thochail sé í, agus atá ar ttuitim ann sa poll noch do rinne sé féin.

16. Fillfidh a urchóid ar a cheann féin, agus tiocfaidh a foiréigion námhadach anuas ar a bhaitheas féin.

17. Molfad an Tighearna do réir a fhirinntachta: agus canfad moladh dainm an Tighearna is ro áirde.

## PSALM. 8.

Don phríomhfhear ceóil ar Ghittit, Psalm Dháibhi.



A Thighearna ar ttighearna, creud é a oirdhearca atá hainm ann sa talamh uile, do bhfoillsighean tú do ghlóir ós cionn na bhflaitheas.

2. As béul na naoidhean, agus leanabh na ccíoch dordaighis neart, do bhrígh do naimhde, chor go ccoisgfeá an námhaid agus an dioghaltóir.

3. An uáir mheasaim do fhlaitheas, obair do mhéur, an ré, agus na réulta noch do ordaighis;

4. Creud é an duine, as a bhfuil tú cuimhneach air? agus mac an duine, as a bhfiosruighionn tú é?

5. Oir do rinne tú é beagan nios ísle ná na haingil: agus do choróinighis é le glóir agus le honóir.

6. Do chuir tú é ós cionn oibreach do lámh; do chuiris a nuile ní fá na chosaibh:

7. Na caóirigh uile, agus na daimh, fós agus beathaigh an machaire:

8. Eunlaith a naieir, agus iasg na fairge, agus gidh bé ar bith ghabhus tre chasáinibh na bhfairgeadh.

9. O a Thighearna ar ttighearna, creud é a oirdhearca atá hainm ann sa talamh uile.

## PSALM. 9.

Don phríomhfhear ceóil ar Mhut-labben, Psalm Dháibhi.



Olfa me tú, a Thighearna, re chroidhe iomlán, foillseochad mé hoibreacha iongantacha uile.

2. Biaidh mé lúathgháireach, agus gáirdeochad ionnadsa: canfad moladh dod ainm, ó tusa is ro áirde.

3. An uair fhillfighear mo naimhde ar a nais, tuitfid siad, agus rachaid sgcad ad fiadhnuisi.

4. Oir do chosnaighis mo cheart, agus mo chúis: do shuighis san nárdchathaoir ag breathnughadh ceirt.

5. Do imdheargais na geinte, do léirsgriosais an ciontach, do chuiris amach a nainm go saoghal na saoghal.

6. O a námhaid, atáid sgriosta ar ttеacht chum críche suthaine: agus do sgriosais caithreacha, dimthigh a ccuimhniughadh sgcad maille riu.

7. Acht mairfidh an Tighearna choidhche: dullmhuigh sé a árdchathaoir chum breitheamhnuis.

8. Agus do dhéuna sé breitheamhnus ar an saoghal a bhfirinntas, do dhéuna sé breitheamhnus don pobal a dfirinne.

9. Biaidh

9. Biaidh an Tigherna mar an ccéadna na ionad didin don té sháruightear, na dhaingion a naimsearuibh buáidhearta.

10. Agus an mhuintir agá bhfuil fios hanma, cuirfid a ndóigh ionnad: óir thusa a Thighearna, níor thréigis an luchd iarrus thú.

11. Can molta don Tighearna, noch chomhnuighios a Sion: foillsigh a measc an phobail a ghníomhartha.

12. A nuáir do ní sé cúartughadh ar fhuil, cuimhnighidh sé orra: ni dhearmadann sé éighiomh na numhal.

13. Dean trócaire orum, a Thighearna; meas mo bhuaidhreadh noch fhulaingim ón muintir fhúathuighios mé, thusa noch thógbhus súas mé ó gheataibh an báis:

14. Chor go ttaisbéanfuinn do mholadh uile a ngeataibh inghine Sion: gáirdeochad mé ann do shlánughadh.

15. Do sluigheadh fios na geinte ann sa chlais noch do rinneadar: ann sa lion noch do fholuigheadar, do gabhadh a ccos féin.

16. Aithéantar an Tighearna ris an mbreitheamhnus noch chuireann sé a bhféidhm: gabhthar an ciontach a nobair a lámh féin.

17. Cuirfighear na ciontaigh go hifrionn, agus a nuile chinneadh noch dhearmadas Dia.

18. Oir ni dearmadfuighear an tearbadhach a ccomhnuigh: ni rachaidh dóthchus na mbocht a mugha go bráth.

19. Eirigh, ó a Thighearna, ná léig don duine búadhughadh: dentar breitheamhnus ar na geintibh ad radharc.

20. Cuir eagla orra, ó a Thighearna: chor go mbiáidh a fhios ag na cineadhachaibh, nach bhfuil ionnta féin ach daoine.

---

## PSALM. 10.



Red fa seasann tú a bhfad amach, ó a Thighearna? cred fá bhfolchann tu thú féin a naimsearuibh buaidheartha?

2. Do ní an ciontach iona uabhar géarleanmhuin ar an mbocht: go ngabhthar iad ann sna cealguibh noch do smuáineadar féin.

3. Oir maóidhigh an ciontach fon a chroidhe, agus beannuighidh sé an santach, noch fhúathuighios an Tighearna.

4. Ni dhéan an ciontach, tre úabhar a ghnuis, lorgaireacht a ndiáigh Dé: ni bhfuil Dia iona uile smuáintighibh.

5. Atáid a shlighthe a ccomhnuigh doilghiosach, atáid a bhreitheamhnuis a bhfad súas as a radharc: maille re na easccáirdibh uile, bith sé ag fochmuid fútha.

6. A dubhairt sé iona chroidhe, ni corrochar mé: óir ni bia mé go bráth a naindeise.

7. Atá a bhéul lán do mhallacht, agus do mhealltuil, agus do cheilg: fadhi na theangaidh atá urchóid, agus díomhaóineas.

8. Suighidh sé a nionadaibh folaighe na mbailteadh: ann sna hionadaibh dlainghe dúnmharbhaidh sé na neimhchiontuigh; atáid a shúile go folughtheach na suighe a naghaidh na mbocht.

9. Luighidh sé a bhfeitheamh go diamhair amhuil leomhan iona fhúathais: luighidh sé a bhfeitheamh chum beirthe ar na bochtaibh; beiridh sé ar an mbocht, a nuáir tharruingios sé é chum a lín.

10. Cromuidh sé, agus umhluighidh sé é féin, chor go ttuitfeadh an bocht le na threinibh.

11. A dubhairt sé iona chroidhe, do dhearmuid Dia: foluighidh sé a aghaidh, ni fhaicfidh sé go bráth é.

12. Eirigh, ó a Thighearna Dia, tóg súas do lámh: ná dearmuid an tumhal.

13. Cred fá ttarcuisnighidh na ciontuigh Dia? a dubhairt sé iona chroidhe, ni iarrfa tú é.

14. Do chonnaic tú é, óir do bheir tú fa dheara urchóid, agus do mhioscuis, chum a chuitigh led láimh: tiomnuighidh an bocht é féin dhuit, is tú cobhartóir na ndilleachdadh.

15. Bris ruighe an chiontuigh, agus an drochduine: lorg amach a chionta go nach bhfaghair éin.

16. Is Righ an Tighearna go saoghal na saoghal: do ċrioċnaiġ na geinte fé-ċad amaċ as a talaṁ.

17. A Thighearna, do ċualaiḋ tú fonn na numal: ullmeoċa tú a ccroiḋe, do bhéara tú do ċluás éisdeaċt:

18. Chum breiṫeamhnuis do ḋénaṁ ar an ndilleaċd, agus ar an té foiréigeantar, ionnus naċ éigneoċaiḋ fear na talman ní buḋ mó.

## PSALM. 11.

Don priomhfhear ceóil, Psalm Dháibhi.



Nsa Tighearna ċuirim mo ḋóiġ: cionnus a deir sibhsi rem anam, eitill mar éun ċum do sléibhe?

2. Oir féuch, lúbaid na ciontaiġ a mbogha, do niad a saighiod réiḋ ar an tsreang: ionnus go ccaitfidis go folaiġeaċ ar an bfíréun a ccroiḋe.

3. Má sgriosftar na bunáite, cred is féidir leis na fíréunaiḃ do ḋénaṁ?

4. Atá an Tighearna ann a tempall náomhṫa, atá árdċaṫaóir an Tighearna ar neaṁ: do beirid a shúile ḟé, teastuiġid forḟóḃa a súl clann na ndaóine.

5. Dearbhuiġ an Tighearna an fíréunacht an ciontach agus an té ghráḋuiġios foiréigion, fuaṫuiġiḋ a anam.

6. Air an cciontaċ fearfaiḋ sé painteuir, teine, agus ruiḃ, agus anfad ṫimṫioll: buḋ é so comroinn a ccupáin?

7. Oir an Tighearna fírinnṫa is ionmuin leis fírinnṫas, do beir a ghnúis ḟé don duine díreach.

## PSALM. 12.

Don priomhfhear ceóil ar Shemminit, Psalm Dháibhi.



Abair a Thighearna; óir scuiriḋ an duine diaḋa: óir failliġid an creidmheaċ do beiṫ a measc ċloinne na ndaóine.

2. Labhraiḋ siad díomhaóineas gaċ uile duine re na ċomharsain: le pusaiḃ meabhlaċa, le croiḋe dúbalta labhraiḋ siad.

3. Gearrfaiḋ an Tighearna amaċ gaċ uile pus meabhlaċ, agus an teanga noċ labhrus neiṫe uáibhreaċa.

4. Noċ a dubhairt, le ar tteangaiḃ buáiḋfeam, is linn féin ar bpus, cia is tighearna ós ar ccionn?

5. Ar son sáruiġṫe na mboċd, ar son osnaḋach na ndeiḃḋaoḃach, anois éireoċa mé, (a dubhairt an Tighearna) cuirfe mé eision a neamhbaoghal ón té do ċuirfeaḋ a ngaiste é.

6. Focail an Tighearna, is focail ghlana iad: mar airgiod dearbhṫa a bhfoirnéis criaḋ, níamhghlanta seacht nuáire.

7. Coimhéda tú iad, ó a Thighearna, cuimdeoċa tú iad ón ghinealaċ so go bráṫ.

8. Siubhluiġid na ciontaiġ ar gaċ áontaóiḃ, a nuáir árduiġṫhear na daóine is mimeasta.

## PSALM. 13.

Don priomhfhear ceóil, Psalm Dháibhi.



Cá fad dearmhodas misi, a Thighearna, go bráth? cá fad foileoċtar t'aghaidh uáim?

2. Cá fad ghlacfad comhairle ann manam, dóbrón ann mo ċroiḋe go laeteamhail? cá fad biáid mo naimhde ar ná nárdughaḋ ós mo ċionn?

3. Aṁ

3. Meir, agus éisd misi, ó a Thi-
ghearna mo Dhia: soillsigh mo shúile,
deagla go ccoideoluinn codladh an báis;
4. Deagla go naibeoradh mo námhuid,
do buáidhear na aghaidh; agus an muin-
tir buáidhrios mé, gáirdighid a nuáir
bhim ar ccorrughadh.
5. Acht do chuirios mo dhóigh ann do
thrócaire, gáirdeochuidh mo chroidhe ann do
shlánughadh.
6. Canfad chum an Tighearna, do
bhrigh gur roinn sé go fialmhar riom.

---

## PSALM. 14.

Don phrimhfhear ceóil, Psalm Dháibhi.

* Psal. 10. 4. & 53. 1.

Dubhairt * an tamadán iona
chroidhe, ni bhfuil Dia ann: a-
táid siad truáillighthe, do rinnea-
dar oibreacha adhfúathmhara, ni
bhfuil aoinneach do ni maith.
2. Dfeuch an Tighearna a nuas ó
neamh ar chloinn na ndáoine: dfeuchuin an
raibh aondhuine do thuigfeadh agus diarr-
fadh Dia.
3. Do chlaonadar uile, atáid siad
uile truáillighe: * ni bhfuil aoinneach do ni
maith, ni bhfuil aoinneach amháin.

* Rom. 3.10.

4. An bhfuil eolus ar bith ag a nuile
dhuine oibrighios éiccert? noch ithios
suas mo phobalsa mar ithid siad arán,
agus gan gairm ar an tTighearna.
5. Annsin do bhádarsan a neagla
mhóir: óir atá Dia a ngeinealach na
bhfírén.
6. Do náirigheabhar comhairle an bhoicht,
do bhrigh gur bé an Tighearna a dhain-
gean.
7. O nach ttig slánughadh Israel
amach as Sion; a nuáir bhéaras an Ti-
ghearna daoirsine a phobail ar ais, gáir-
deochuidh Iacob, agus biaidh Israel luath-
gháireach.

---

## PSALM. 15.

Psalm Dháibhi.

A Thighearna, * cia choimneochus * Psal. 24. 3.
ann do thabernacuil? cia áit-
reobhus ann do chnoc náomhtha?
2. * An té siubhluighios go * Isa. 33. 15.
dìreach, agus oibrighios fìrinntas; a-
gus labhrus a bhfírinne iona chroidhe.
3. An té nach déan ithiomrádh le na
theangaidh, is nach déan olc dá chomhar-
suin, is nach ttógbhann suas mioclú a
nagaidh a chomharsan.
4. An té a ttarcuisnighthear an
drochdhuine iona shúilibh, acht onóruighios
an dream ar a mbí eagla an Tighearna:
an té noch mhionnuighios chum a dhíoghbhá-
la féin, agus nach malairtighionn.
5. * An té nach ccuireann amach a chuid * Exod. 22.
airgid chum úsuireachta, is nach glacann 25. Lebhit.
luáidheas a naghaidh na neimhchiontach. An 25. 39. Deut. 23. 19 Ezech 18. 8. & 22.
té do ni na neithesi, ni háthrochthar é 12.
go bráth.

---

## PSALM. 16.

Psalm órdha Dháibhi.

Coimhéd mé, ó a Dhé: óir
is ionadsa chuirim mo dhóigh.
2. O mo anam, a dubhairt
tú ris an tTighearna, is
tú mo Thighearna: ni roichionn mo mhaith * Iob. 22. 2.
chugadsa. & 35. 7. Psal.
3. Acht chum na náomh atá ar talamh, 50. 9.
agus chum na noirdheirc iona bhfuil mo
uile thaitneamh.
4. Méideochar a ndóbrón, noch bhros-
tuighios a ndiaigh Dée oile: a ndeoch-
iodhbhartha fola ni offrála mé, ni thógfa
mé suas a nainm chum mo bhus.
5. * Is é an Tighearna comhroinn mo oi-
ghreachta, agus mo chupáin: coimhéduighionn * Deut. 32.
tú mo chrannchur. 9. Triabhain, 3, 24.

6. Do ṫuiteadar na coṁġrada ċugamsa a monaḋaiḃh taitneaṁaċa; óir atá oiġreaċt maiṫ agum.

7. Beannóċa mé an Tiġearna, noċ ṫug coṁairle ḋam: do ṫeagaisgeadar mo ḋubáin mé mar an ccéadna a naimsir na hoiḋċe.

* Gniomh. 2. 25. 8.* Do ċuireas an Tiġearna do ġnáṫ ós mo ċoiṁ: do bríġ go bfuil sé ag mo láiṁ ḋeis, ni corroċtar mé.

9. Uime sin atá mo ċroiḋe lúaṫġáireaċ, agus gáirdiġiḋ mo ġlóir: coiṁneoċaiḋ mo ċolann mar an ccéadna a ndóċus.

* Gniomh. & 13. 35. 10. * Oir ni ḟágḟa tú manam a nifrionn; ni mó ḟuileongṫa ḋ'ṫuáilliugaḋ ḋfaicsin ḋot ḋon náoṁṫa féin.

11. Taisbeanfa tú ḋam casáin na beaṫa: aḋ laṫair atá líonmaireaċt lúaṫġáire, ag do láiṁ ḋeis atá sáime go siorṫbúan.

## PSALM. 17.

Urnaiġ Ḋháibi.



ist an ceart, a Ṫhiġearna, tabair aire dom éiġiom: tabair clúas dom urnaiġ, naċ imṫiġeann amaċ as pusaiḃh meablaċa.

2. Tigeaḋ mo ḃreiṫeaṁnus amaċ ód laṫair; tugaidis do ṡúile aire do na neiṫibh atá coṁtrom.

3. Do ḋearḃuis mo ċroiḋe, do ḟiosruiġis sa noiḋċe, do ḋearḃuis mé, agus ni ḃfuáiris éinni: is mian liom naċ cciontoċaiḋ mo ḃéul.

4. A ttáoḃ oibreaċ na ndaóine, lé briaṫar do ḃusa do ṡeaċain mé casáin an sgriostóra.

5. Coṁuig súas mo imṫeaċt ann do ċasánaiḃ, ionnas naċ sleaṁnoċaiḋ coiscéime mo ċos.

6. Do goireas ort, óir éisdfir mé, ó a Ḋhé: cláon do ċluas ċugam, agus éist mo ċomrád.

7. Taisbéin do ċinéul gráḋaċ iongantaċ, ó tusa noċ ṡáorus leo láiṁ ḋeis, an luċt do ċuireas a ndóiġ ionnad, ón muinntir noċ éirġios súas na naġaiḋ.

8. Coiṁéd mé mar ṁeall na súl: folaiġ mé faói sgáile do sgiaṫán;

9. O na ciontaċaiḃ noċ ṡáruiġios mé, óm naimdiḃ marḃṫaċa, noċ timċiollas mé fa ccuáirt.

10. Atáid siad dúnta iona méuṫus féin: le na mbéul labraid go huáibreaċ.

11. Do ṫimċiollaḋar anois sinn, ionar ccoiscéimiḃ: do ċuireaḋar a súile ag cromaḋ síos ċum na talman:

12. Amhuil leoman noċ atá ġéanaċ ċum a ċreiċe, agus mar leoman óg ag foirċoiméd a monaḋaiḃh ḋiamhara.

13. Eiriġ, ó a Ṫhiġearna, toirmisc é, teilg síos é, fúasgail manam ó na ciontaċaiḃ, red ċloiḋeaṁ.

14. O ḋaóiniḃ red láiṁ, a Ṫhiġearna, ó ḋaóiniḃ an tsáoġail agá bfuil a ccuid ann sa mbeaṫaiḋ: ag a líontar a mbolg led ionnṁus folaiġṫeaċ: atáid siad lán do ċloinn, agus fágbaid an ċuid oile dá maóin agá naóiḋeanaiḃ.

15. Am ṁo ṡonsa, do ċífe mé ag do ġnúis a bfíreantacht: biaiḋ mé sásaiḋ, an tan ṁúsgeolus mé, led cosaṁlacht.

## PSALM. 18.

Don priṁféar ceóil, Psalm Ḋháibi seirḃíseaċ an Tiġearna, noċ do labair ris an Tiġearna * briaṫra na caintice so ann sa lá ionar sáor é as láṁaiḃ a naṁad uile, agus as láimh Shaúil, agus a dubairt. * 2 Sam.



Ráiḋeoċaiḋ mé tú óm inniġ, a Ṫhiġearna mo neart.

2. An Tiġearna mo ċarraiġ, agus mo ḋaingean, agus

gus mbfear sáorṫa: mo Ḋhia, mo neart iona ccuirfe mé mo ṁóṫċus: mo sciaṫ agus adharc mo ṡlánuiġṫe, mo ionad árd.

3. Goirfe mé ar an tTiġearna, noċ is fiu a ṁolaḋ, agus sáorfuiġṫear óm naimdiḃ mé.

*Psal. 116.3. 4 Do * ṫimċiollaḋar doilġiosa an báis mé; do eagluiġeadar tuilte na neimḋiaḋaċa mé.

5. Do ṫimċiollaḋar doilġiosa ifrinn fá ccuáirt mé: do ċuireaḋ lionta an báis ar mo ċoiñe.

6. Añ mamgar do ġoireas ar mo Thiġearna, agus déiġios ar mo Ḋhia; do ċualuiḋ sé ó na ṫeampull mo ġuṫ, agus do ċuáiḋ méimġe ós a ċoiñe iona ċlúasaiḃ.

7. Añ sin do ċroiṫ, agus do ċriothnuiġ an talaṁ, agus do ċrioṫnuiġeadar iosar na ccnoc, agus do ċroiṫeadar iad féin, do bríġ go raiḃ teas feirge air.

8. Do ċuáiḋ deataċ súas tré na ṡróin, agus teine iona ḃéul ag cnaói: do las gúal úaḋa.

9. Agus do ċláon sé na neaṁa, agus ṫáinic a nuas, agus do bi doirċeadus fána ċosuiḃ.

10. Agus do bi ag marcuiġeaċt ar cherub, agus deitil sé: deitil go ro lúaṫ ar sciоṫánuiḃ na gaóiṫe.

11. Do riñe a ionad uáigneaċ don doirċeadus: uisgeaḋ dorċa, agus néulla ṫiuġa a naiṫéir bá páilliuin dó na ṫimċioll.

12. On ḋeálraḋ do bi as a ċoiñe dimṫiġeadar a néulla tiuġa, cloichśneaċta, agus gúal teineaḋ.

13. Agus do riñe an Tighearna toirneaċ áñsna neaṁuiḃ, agus ṫug an té is ro áirde a ġuṫ, cloiċśneaċta, agus gúal teineaḋ.

14. Fós do ċaiṫ sé a ṡoiġde, agus do spréiḋ sé iad; agus do ċaiṫ tiñteaċ, agus do ċláoi iad.

15. Agus do coñcas aigéun na nuisgeaḋ, agus do noċtaḋ iosar an doṁuin; ó ḋo aċmusánsa, a Thiġearna, ó ṡoiñéun anála do ṡróna.

16. Do ċuir sé a núas, do ġaḃ sé misi, do ṫarruing sé mé as iomad uisgeaḋ.

17. Do ṡáor sé mé óm náṁuid neartṁuir, agus ón druing do ḟúaṫuiġ mé; óir do ḃádar ro neartṁar orum.

18. Thangadar ám aġaiḋ a ló mo ṫruáiġmhéile; aċt do bi an Tighearna na urraiñ agam.

19. Agus ṫug sé amaċ a nionad ḟairsing mé; do ṡáor sé mé, do brigh go raiḃ dúil aige ioñam.

20. Do aisig an Tighearna ḋam do réir mfírénntaċt, do réir ghloine mo láṁ ṫug sé díoluigheaċt ḋaṁ.

21. Do brigh gur ċoimhéud mé slighṫe an Tigheanna, agus nar ḟill mé go cioñtaċ ó mo Ḋhia.

22. Oir do ḃádar a breiṫeamnusa uile ós mo coṁair, agus níor ċuireas a reaċta uáim.

23. Agus do bi mé díreaċ aige, agus do ċoiṁéadas mé féin ó mo ċioñtuiḃ.

24. Agus ṫug an Tighearna luáiġheaċt ḋam do réir mfíréuntaċta, do réir ghloine mo láṁ ós coiñe a ṡúl.

25. Don tróċaireaċ táisbeanfa tú ṫú féin tróċaireaċ; ris an nduine ndíreaċ taisbeanfa tú ṫú féin díreaċ.

26. Do nfiorghlan foillseaċṫar tú féin fiorghlan, agus leis an cceañairc-ṫeaċ foillseoċṫar tú féin ceañairċteaċ.

27. Oir sáorfa tú na daoine buáiḋearṫa, agus do ḃéara na súile ro árda a núas.

28. Oir lasfaiḋ tú mo ċoiñiol, foillseoċuiḋ mo Thighearna Dia mo doirċadus.

29. Oir tré do ċungnaṁsa ritfiod tríd ṡlúaġ: agus maille ré mo Ḋhia raċad do léim ṫar balla.

30. Do ṫáoḃ Dé, atá a ṡliġe iomlán; * do dearbaḋ briaṫra an Tighearna, is sciaṫ é do na huile ċuirios a ndóċcus añ. *Psal. 12. 6. & 119. 140. Seanraite. 30. 5.

31. * Oir cia is Dia aċt an Tighearna? cia is carruig aċt ar Ndia ne. * Deut. 32. 39. 1 Sam. 2 2. Psal 86. 8. Isa. 45. 5.

32. An Dia noċ ullṁuiġios mé lé neart,

neart, agus do ni mo shlighe iomlán.

33. Noch do ni mo chosa ionann re cosaibh na neilteadh, agus shuidhios mé ar mhionadaibh árda.

34. An té mhúinios mo láma chum cogaidh, ionnus go mbristior bogha cruadha rem láimhibh.

35. Agus tugais dam sciath do shlánaighthe, agus do chomhaim do lámh dheas suas mé, agus do mhéudaigh do cheannsas mé.

36. Fairsingeoidh tú mo choiscéime fúm, agus ni sciorrfaidh mo shála.

37. Do leanas tóruigheacht dom naimhdibh, agus bheirim orra, agus ni fillfe mé go ccláoidhtear iad.

38. Goinfead iad thríotha, ionnus nach budh éidir léo éirghe: tuitfid fam chosaibh.

39. Uillmheochaidh tú lé neart mé chum an chatha, claoidhfidh tú an lus éirghios am aghaidh.

40. Agus tugais muinéul mo námhad dam, agus an lus fuathuighios mé scriosfa mé iad.

41. Do éighid éimhghe (agus ni biáidh áon do dhénadh a ndíodhon) chum an Tighearna, agus ni éisdfe sé iad.

42. Agus bruighfe mé iad amhail luáithreadh roimhe an ngaóith: amhail lathach ansna sráidibh sailteoraidh mé orra.

43. Saorfa tú mé ó imreasain na ndaóine, cuirfir mé mar cheann air na cinedhachaibh, daóine nar aithne dam, do dhénaidh seirbhis dam.

44. Comhluath is chluinfid a ccluas, caithfid beith umhal dam: caithfid an coigcrigheach umhla do dhénamh dam.

45. Tuitfid na coigcrigh, agus biáidh egla orra as a ndionadaibh daingne.

46. Mairidh an Tighearna, agus go madh beannuighe biás mo charraig: agus árduightear Dia mo shlánaighthe.

47. An Dia noch do beir dioghaltas ar mo shonsa, agus a cheir sis na daóinibh beith urramach dam.

48. Sáorfa tú mé óm naimhdibh; issedh, tógfa tú mé ós cionn na druinge éirgheas suas am aghaidh; sáorfa tú mé ó fhear a nfoiréigin.

49. *Ar a nadhbharsin molfa mé tú a Thighearna, a measc na ngeinteadh: agus canfad moladh dot ainm. *Rom. 15. 9.

50. Noch do beir fuasgailte móra dá Righ: agus foillsighios trócaire dá ungthach, do Dháibhi, agus dá shíol go brách.

---

## PSALM. 19.

Don phríomhfhear ceóil, Psalm Dháibhi.

FOillsighid na * flaithis glóir Dé, taisbenaidh na speiring obair a lámh. *Gen. 1. 6

2. Foillsighidh lá urlabhradh do lá oile, agus foillsighidh oidhche egna doidhche.

3. Ni bhfuil comhrádh ar bith, agus ni bhfuil focal, nach ccluintear a ngut.

4. * Téid a líne go fóirleathan ar fad talamh uile, agus a mbriathra go deireadh an domhain; do chuir sé páilliun don ghréin ionnta. *Rom. 10. 18.

5. Noch atá amhail fear mná pósta ag teacht amach as a sheómra, lúathgháirighidh sé amhail fear neartmhar ag rioth comhlionga.

6. O theorann na bhflaitheas issedh thriallus amach; agus a thimchiollradh go nuige a theorannaibh oile: agus ni bhfuil aóinni a bfolach ó na teas.

7. Atá dligheadh an Tighearna iomlán, ag iompógh a nanma; is firinneach fiadhnuise an Tighearna, ag dénamh an tsimplidh críona.

8. Atáid reachta an Tighearna ceart, ag gáirdiughadh an chroidhe: atá aithne an Tighearna fiorghlan, ag tabhairt radhairc do na súilibh.

9. Atá egla an Tighearna glan, ag marthain choidhche: is firinneach breitheamhnusa an Tighearna, agus ceart go hiomlán.

10. Is mó is cóir a miannughadh ná ór, * ná iomad dóir finealta; ni is milse mar an cceona ná mil, agus ná sileadh chiartan na mela *Psal. 119. 72, 127. 103

11. Léo

11. Leó fós teagasgar do sheirbhfoghantaigh: iona ccoimhéd atá luaidheacht mhór.

12. Cia thuigfeas a sheachrán: [ó pheacadhaibh] folaighthe glanta mé.

13. Mar an ccéadna ó pheacaidhibh uaibhreacha coimhéid ar ais do sheirbhíseach: ná bíodh cumhachta aca orum: ansin biaidh mé díreach, agus biad neimhchiontach ó naindlighedh mhór.

14. Bíodh briathra mo bhéil agus smuaineadh mo chroidhe ionghabhtha ad lathair, ó a Thighearna mo charraig agus m'fhear fuasgailte.

# PSALM 20.

Don phrímhfhear ceóil, psalm Dháibhi.

GO ccluinidh an Tighearna thú a ló na buaidheartha, go ccoimhéadaidh ainm Dhia Iácob thú.

2. Go ccuiridh cabhair chugad as an tsanctóra, agus go neartaighe thú as Sión.

3. Go ccuimhnighe thobhartha uile, agus go niompóigh tiodhlaicthe loiscthe a luaith.

4. Go ttuga dhuit do réir do chroidhe, agus go ccoimhlíonaidh huile chomhairle.

5. Do dhéanam gáirdeachas ann do shlánughadh, agus a nainm ar Ndé cuirfeam bratacha suas: go ccoimhlíona an Tighearna huile iarratas.

6. Anois aithnighim go sláinighionn an Tighearna a ungthach: cluinfe sé é ó na flaitheasaibh naomhtha re neart díona a láimhe deise.

7. [Cuimhnighid] drong ar charbadaibh, agus drong oile ar eachaibh: acht cuimheochaimne ar ainm an Tighearna ar Ndé.

8. Tugadh a nuas iad, agus do thuiteadar, ar néirghimne suas, agus seasaimid go díreach.

9. O a Thighearna; cluineadh an Righ sinn a nuair ghoirfeam.

# PSALM [illegible].

Don phrímhfhear ceóil, Psalm Dháibhi.



Thighearna, ann do neartsa dhéanas an Righ gáirdeachus, agus creud é a luathgháirigh biaidh sé ad shlánughadh?

2. Thug tú toil a chroidhe dó; agus níor choimhéid tú uadh iarratas a bhéil.

3. Thug tú dhó fós beannughadh na maitheasa súl do iarr sé; do chuiris coróin dhór fhíorghlan ar a chionn.

4. Diarr sé betha orttsa, agus thugais sin dó, fad laitheadh go bráth.

5. Is mór a ghlóirsion ann do shlánughadh; mórdhacht, agus onóir do chuir tú air.

6. Do dhéna tú fós ro bheannuighthe é go bráth; do dhéna tú ro luathghaireach é le do ghnúis.

7. Do bhrígh go bhfuil dóigh an Righ annsa Tighearna; agus maille re trócaire an té is ro áirde ní chorrochthar é.

8. Do gheabhaidh do lámh amach do naimhde uile; do gheaba do lámh dheas an luchd fuathaighes thú.

9. Do dhéna tú iad mar bhácus teinntighe a naimsir threinge; cnaóidhfidh an Tighearna iona fheirg iad, agus sluighfidh an teine iad.

10. Scriosfa tú a ttoradh ón ttalamh, agus a síol ó chloinn Adhaimh.

11. Oir do chomhairlighedar olc ad aghaidh; do smuainigheadar cleasradh urchóideacha nár fhéadadar do chríochnughadh.

12. Uime sin chuirfios tú romhad iad mar bhuta re ccaitheamh soighde: cuirfi tú do shoighde ar do shreangaibh ar choinne a néadain.

13. Ardaigh thú féin, a Thighearna, ad neart: mar sin chanfum, agus molfam tharrachtus.

## PSALM 22.

Don ṗríomhfhear ceóil ar Aieleth sahar, Psalm Dháibhi.



* Math. 27. 46. Marc. 15. 34.
O Dhia, * mo Dhia, creud
fá ar ṫréigis mé, agus tú
a bfad óm ṡlánughadh, ó
bhriaṫraibh mo ghárṫa?
2. Mo Dhia, goirim
annsa ló, agus ní ċluin tú; annsa noiḋ-
ċe, ní bhfuil suáimhneas agam.
3. Aċt atá tusa náomhṫa, ṫusa
áitṫreabhas a molta Israel.
4. Ionnadsa do ċreideadar ar naiṫre
a ndóigh, do ċreideadar agus do ṡáor
tú iad.
5. Chugadsa do ġoireadar, agus
do sáoradh iad; ionnad do ċreideadar a
ndóċus, agus níor claóidheadh iad.
6. Aċt péist mise, agus ní duine;
sgannail na ndaóine, ar mo ṫarcuisniu-
ghadh ag an bpobal.
* Math. 27. 39.
7. * Gaċ a bfaicionn mé, atáid ag
magadh orum: iompóighid amaċ a
mbéul, croiṫid a gceann,
* Math. 27. 43.
8. * [Ag rádh] do ċuir sé a dóigh
a Ndia, go sáorfadh é: fuasgladh sé
é, ó tá dúil aige ann.
9. Aċt is tusa ṫug misi amaċ as
an mbroinn, ṫug tú orum dóċus do
beiṫ agam, agus mé ar ċíoċaibh mo ṁa-
ṫar.
10. Ortsa do teilgiodh mé ón
mbroinn: ó bholg mo ṁaṫar is tú mo
Dhia.
11. Ná bí a bfad uáim, óir áta
buáidhreadh a ngar: óir ní bhfuil fear cu-
ngnamha.
12. Do ṫimċiolladar iomadh bulóg
mé: tairbh neartṁara Bhásan ṫangadar
am ṫimċioll go cruinn.
13. Dfosgladar a mbéul orum a-
ṁuil leoman ag inghreim, agus ag buir-
ṡiḋ.
14. Atáim ar mo dhórtadh amaċ amhuil
uisge, atáid mo cnáma uile as a nionad
féin: is cosṁuil re céir mo chroi-
dhe, ar leaghadh a meadhon minn-
gheadh.
15. Atá mo neart ar na ṫiormu-
ghadh amhuil cruáidh loisge, agus do
ċeangail mo ṫeanga dom ghiallaibh? a-
gus thugais mé go luáithreadh an
báis.
16. Oir ṫangadar madraiḋe am
ṫimċioll, diadadar ċoimṫionól na ndroċ-
dhaóine am timċioll: * do ṫolladar mo
láma agus mo ċosa.
* Math. 27. 35.
17. Féadaim mo ċnáma uile dáireaṁ:
Marc. 15.24. Luc. 23. 33.
do ċíd siad agus amharcaid orum.
Eoin. 19. 23, 37.
18. * Roinnidméadaċ eatorra, agus
* Luc. 23. 34.
do ṫeilgeadar crannċur ar mo ċulaidh.
Eoin. 19. 24.
19. Aċt ṫusa a Thighearna, ná bí a
bfad uáim; ó mo neart, deiṫfrigh dom
ċabhair.
20. Sáor manam ón cclaidheam:
mo áon ó neart an ṁadraidh.
21. Coimhéd mé ó bhéul an leomhain;
óir do ċúala tú mé ó adharcaibh na
hunicorn.
22. * Foillseoċaidh mé hainm dom
* Eabhr. 2.12.
dearbhráiṫribh: a lár an ċoimṫionóil
molfa mé ṫú.
23. Sibhse ar a bhfuil eagla an Ti-
ghearna, molaidh é: síol Iácob uile
glóiridhe é: agus bíodh a eagla oraibh,
a ṡíol Israel uile.
24. Oir níor ṫarcuisnigh, agus
níor ḟuáiṫigh sé aindeise an duine
boiċt: agus níor ḟolaigh a aghaidh uadha,
agus a nuáir do ghoir sé air, do ċualaidh
sé.
25. Uaitse ṁolfas mé ann sa
ċomhdháil ṁóir: coimhlíonfa mé móide
ós a ccoinne agá bhfuil a eagla
orra.
26. Iosaid na [daóine] macanta,
agus biáid sásta; molfaid an Ti-
ghearna an luċ iarrus é; mairfid
bhur ccroidhe go bráṫ.
27. * Cuimneoċaid crioċa na tal-
* Psal. 2. 8. & 72. 11. & 16. 9.
ṁan uile é, agus iompóċaid ċum an Ti-
ghearna: agus do dhéunaid a nuile ċi-
neadh do na geinteib adhradh ós a ċoinne.
28. Oir is leis an TTighearna an
rioghaċt; agus isé is uaċdarán a
measc na ccineadhaċ.

29 Gaċ

29. Gach a bfuil reamhar ar talamh iosfuid, agus do dhéanaid adhradh: araċfuid sios don luaithreadh cloinfid ós a ċoinne, agus ni dhéana aoinneach a anam féin do ċongmháil béo.

30. Do dhéana sliocht seirbhis dó, áirmeochthar don Tighearna mar ghinealach é.

31. Tiucfaid siad, agus foillseóchaid a bfireuntas don lucht bhéartar, go ndearna sé é.

---

## PSALM. 23.

Psalm Dháibhi.

TSé an Tighearna * mo aodhaire, agus ni biaidh easbhaidh orum. *Isa. 40. 11. Ier. 23. 4. Ezech. 34. 23. Eoin. 10, 11. 1 Pheadh. 2. 25.*

2. Do beir sé orum luighe a ninbhear féir minlig, treoruigh sé mé láimh ris na huisgeadhaibh ciúin.

3. Aiseoguidh sé manam, treoruochaidh sé mé a rodaibh na fireuntasa ar son a anma féin.

4. Fós ar son go siubhlochainn a ngleann sgáile an báis, * ni biáidh eagla uilc orum; óir atá tusa agam, coimhfreochaidh do slat agus do maide mé. *Isal 3. 6. & 118. 6.*

5. Gléusfa tú bórd fám ċoinne a bfiadhnuise mo námhad: do ungaidh tú mo ċeann le hola, atá mo ċupán ag cur thairis.

6. Go deimhin leanfaid maith agus trócaire mé an feadh mo ṡaoghail: agus do dhéanad áitreabh a ttigh mo Thighearna go bráth.

---

## PSALM. 24.

Psalm Dháibhi.

AS leis * an Tighearna an talamh, agus a iomláine; an saoghal, agus an méid áitreabhas ann. *Deut. 10. 14. Iob. 41. 11. Psal. 50. 12. 1 Cor. 10. 26, 28.*

2. * Oir do suidhigh é ar na huisgeadhaibh, agus do daingnigh é ar na tuiltibh. *Iob. 38. 6. Psal. 104. 5, & 136. 6.*

3. * Cia rachus súas a sliabh an Tighearna? agus cia ṡeasfas ion ionad náomhtha? *Psal. 15. 1.*

4. * An té agá bfuil láma glana, agus croidhe fiorghlan; noch nar ṫóg súas a anum ċum diomhaoinis, agus nach ttug a mhionna ċum ceilge. *Isa. 33. 15, 16.*

5. Do ġeaba sé beannughadh an Tighearna, agus fireuntas ó Dhia a ṡlánuighthe.

6. Isé so ginealach na droinge iarrus é: noch iarras do ghnúis, a Dhia Iácob.

7. O sibhsi a ġeatuighe, tógbhaidh súas bhur ccinn, agus tógbhaidh súas sib féin, sibhsi a doirrsi siorruidhe; agus tiucfaidh Righ na glóire a steach.

8. Cia hé an Righ si na glóire? an Tighearna láidir, agus cumasach; an Tighearna cumasach a gcath.

9. O sibhsi a ġeatuighe tógbhaidh súas bhur ccinn, agus tógbhaidh suas sib féin, sibhsi a doirrse siorruidhe; agus tiucfaidh Righ na glóire a steach.

10. Cia hé an Righsi na glóire? Tighearna na slóġ: isé sin Righ na glóire.

---

## PSALM. 25.

Psalm Dháibhi.

CUgadsa, ó Thighearna, tógbhaim súas manam. *Psal 22. 5. & 31. 1. & 34. 8.*

2. O * mo Dhia, cuirim mo dhóċus ionnad, ná náirighthear mé: ná dhéanaid mo naimhde gáirdeachus ós mo ċionn.

3. * Fós an méid ċuirios a ndóigh ionnad, ná náirighthear iad; biodh náire ar a ndroing noch ċiontuighios gan ċúis. *Isai. 28. 16. Riomh. 10, 11.*

4. * Foillsigh, a Thighearna, do ṡlighthe damhsa; taisbéin dam do ċasáin. *Psal. 27. 11. & 86. 11. & 119.*

5. Treoruigh mé ann thfirinne,

agus

agus ṫeagaisc mé : óir is tú Dia
mo ṡlánuiġṫe ; ortsa bím ag feiṫiom
ar feaḋ an laói.

* Psalm. 103. 17. & 106. 1 & 107. 1. Ier. 33. 11.

6. * Cuimniġ do ṫrócaire ċineálta, ó
a Thiġearna, agus do ṁuinntearḋas
gráḋaċ : óir atáid ann a riaṁ.

7. Ná cuimniġ peacaḋ óige, ná mo
ṡáruiġṫe : do réir do ṫrócaire cuim-
niġ mé, ar son do ṁaiṫeasa, a Tiġ-
earna.

8. Is maiṫ, agus is díreaċ an Ti-
ġearna : uime sin teagaiscfiḋ sé na peac-
aiġ san tsliġe.

9. Treóroċuiḋ sé na ceannsaiġṫe a
mbreiṫeamnus, agus muinfiḋ sé a ṡliġe
do na ceannsaiġṫib.

10. Is trócaire, agus fírinne, sliġṫe
an Tiġearna uile, don luċt congmus a
ċunnraḋ agus a fiaḋnuiseaḋ.

11. Ar son hanma, a Thiġearna,
iseaḋ maiṫfeas tú méigceart, bioḋ gur
mór sin.

12. Cia hé an duine ar a bfuil eagla
an Tiġearna ? muinfe sé é ansa tsliġe
ṫoiġfeas sé.

13. Aitreoḃuiḋ a anam a maiṫ, a-
gus biáiḋ oiḋreaċt na dúiṫċe agá ċloinn.

* Seanraite. 3. 32.

14. Atá rún an Tiġearna ag an
luċt eagluiġeas roimhe : agus foillsiġiḋ
a ċunnraḋ dóib.

15. Atáid mo ṡúile a ccomnuiḋe
ċum an Tiġearna : óir do ḃéura sé mo
ċos as an lion.

16. Féuċ orm, agus dean trócaire
orum : óir atáim coṁnránaċ, agus buaiḋ-
earṫa.

17. Do fairsingeaḋ buáiḋreaḋ mo ċroiḋe,
ó tabair amaċ as manaċra mé.

18. Féuċ ar manaċra, agus ar
mo ṗéin, agus maiṫ mo ṗeacaiḋe uile
ḋam.

19. Féuċ ar mo naimde ; óir atáid
ar na méuduġaḋ, agus atá fuaṫ a-
ca orum le foiréigion.

20. Coimeád manam, agus sáor
mé : agus ná náiriġṫear mé, do briġ
go bfuil mo ḋóċus ionnadsa.

21. Cumduiġeaḋ díoġruis agus
ceart mé : óir ḋfan mé leatsa.

22. Sáor Israel, ó a Dhia, ó uile
buáiḋreaḋ.

## PSALM. 26.

Psalm Dháibi.


BEir breaṫ orum, a Thiġear-
na, óir do ṡiubail mé an
mionnraċus ; agus ansa
Tiġearna do bi mo ḋóiġ naċ
sciorrfa mé :

* Psalm 7. 9.

2. * Spion mé, a Thiġearna, agus
teastuiḋ mé ; indearḃ mo ḋubáin, agus
mo ċroiḋe.

3, Oir atá do ċinéul gráḋaċ ós
coinne mo ṡúl, agus do ṡiubail mé ann
tfírinne.

* Psal. 1. 1.

4 * Níor ṡuiġ mé re daoinib
díomaóine, ni mó raċfas mé a steaċ
le mealltóiriġib.

5. Do fuaṫuiġ mé coiṁṫionól luċt
déanta a nuilc, agus ris an ccion-
taċ ni ṡuiġfe mé.

6. Nigfe mé mo lama a neimċion-
tuiḃ, agus tiucfad timċioll haltóra,
a Tiġearna.

7. Ionnus go bfoillsiġe mé re guṫ
ṫabarṫa buiḋeaċuis, agus go ninnse
mé hoibreaċa iongantaċa uile.

8. A Thiġearna, do ġráḋuiġ mé
comnuiġe do ṫiġe, agus ionad comnuiġe
do ġlóire.

9. Ná cruinniġ manam lé peacaċuib,
ná mo beaṫa re daóinib fuilteaċa.

10. Ann a láim a bfuil uircóid, agus
a lám deas líonta do ṫiodlaictib.

11. Acht am ṫáoḃsa, siuboluiḃ
mé ann mo ḋioġruis : sáor mé, agus dean
ṫrócaire orum.

12. Atá mo ċos na seasam a mo-
nad coṁṫrom ; ansna coiṁṫionóluiḃ
beineoċad an Tiġearna.



PSAL.

## PSALM 27.

Psalm Dháibi.



IS é an Tighearna mo solus, agus mo shlánughadh: cia ré a mbiáidh eagla agum; is é an * Tighearna neart mo bheatha, cia budh eagal dam.

*Psal. 118. 6 Mic. 7. 9.

A nuair tangadar lucht olca a nuilc, mo easgáirde agus mo naimhde, am aghaidh d'ithe m'fheola, fuaradar féin tuisleadh, agus do thuiteadar.

3. * Dá ccampuigheadh sluagh am aghaidh, ni bia eagla ar mo chroidhe: dá néirgheadh cogadh am aghaidh, ann so biaidh mé dóthchusach. *Psal. 3. 6.

4. Aoinni amháin datchuingid mé ar an TTighearna, ag sin a ni iarrfad; mo chomhnuighe a ttigh an Tighearna, ar feadh láethe mo shaoghail, dfeuchuin ar sgéim an Tighearna, agus beith go moch iona tempall.

5. Oir foileochaidh sé mé iona páilliún a ló a nuilc: coimeudfuidh mé go seicréideach a nuáigniós a thabernacuil, ar charraic tóigfios sé suas mé.

6. Agus a nois áirdeochuidh mo cheann ós cionn mo námhad fa ccuairt am timchioll: agus iodhbóradh iona thabernacul iodbarta gáirdeachuis, canfad agus do dhéan salm don Tighearna.

7. Cluin, a Thighearna, a nuair gháirim rem guth: agus déan trócaire orum, agus freagair mé.

8. Ar a dubhairt tusa, iarrthaidh mo aghaidh; haghaidh, a dubhairt mo chroidhe-si riot, iarrfad a Thighearna.

9. Ná folaigh haghaidh uáim; ná fill ód sheirbhíseach a bfeirg; bá tú mo chabhair, ná fág mé, agus ná tréig mé, a Dhé mo shlánuighthe.

10. Oir do thréig mathair agus mo mhathair mé, as glacfuidh an Tighearna a steach mé.

11. * Múin do shlighe dam, a Thighearna, agus treóruigh a ród comhthrom mé, do bhrigh mo námhad. *Psal. 25. 4. & 86. 11. & 119.

12. Ná tabhair do thoil mo námhad mé: óir fiadhnuighe bréagach, agus an té séidios amach foiréigion, déirgheadar suas am aghaidh.

13. Do rachuinn a nanbhfainne, muna ccreidfinn go bfaicfinn maith an Tighearna a gcrich na mbéo.

14. * Feich ar an TTighearna: bi láidir, agus neartochaidh sé do chroidhe, agus déan feitheamh ar an TTighearna. *Psal. 31. 24. Isa. 25. 9. Hab. 2. 3.

## PSALM 28.

Psalm Dháibi.



Chugadsa gháirfeas mé, a Thighearna mo charraig, ná bi bodhar am thaobhsa; * deagla muna bfreagarthá mé, go madh cosmhuil mé ris a ndroing théid síos don log. *Psal. 143. 7.

2. Cluin guth mo athchuinge, a nuáir chomhéighfeadh cugad; a nuair tóigfead suas mo láma chum honacuil naomhtha.

3. Ná tarraing mé leis na cionntachaibh, ná leis a ndroing oibrighios olc: * noch labhras síothcháin ré na ccomharsanaibh, a nuáir bhíos urcóid iona ccroidhe. *Psal. 12. 3. Ier. 9. 8.

4. Tabhair luáigheacht dáibh do réir a ngniomh, do réir urcóide a ndithcill; tabhair dóibh do réir oibre a lámh, tabhair dóibh a luáigheacht.

5. Oir ni bhfuil meas aca ar oibribh an Tighearna, nó ar oibriughadh a lámh: brisfe sé síos iad, agus ni chumfidh suas iad.

6. Go madh beannuighe an Tighearna, óir do chualaidh sé guth mo iarratuis.

7. Is é an Tighearna mo neart agus mo sgiath, do chuir mo chroidhe a dhóigh ann, agus do cobhruigheadh mé: ar a nadhbharsin do dhéana mo chroidhe gáirdeachus, agus molfad é le mo chaintic.

8. Is é an Tighearna a neartsan, agus sé neart sháorththa a ungthaigh é.

9. Tárṫaiḋ do ḋaóine, agus beannaiġ hoiġreaċt: beaṫaiġ fós iad, agus árdaiġ iad go bráṫ.

## PSALM 29.

Psalm Dháibi.

TUgaiḋ don Tiġearna, a ċlann na ccumaċdaċ, tugaiḋ don Tiġearna glóir agus neart.

2. Tugaiḋ don Tiġearna an ġlóir is ceart dá ainm: adhraiḋ an Tiġearna a sgéim a naomṫaċta.

3. Atá guṫ an Tiġearna ós cionn na nuisgeaḋ: tóirnniġ Dia cumaċdaċ na glóire, atá an Tiġearna ós cionn na nuisgeaḋ mór.

4. Atá guṫ an Tiġearna a gcomaċta, atá guṫ an Tiġearna a mórḋaċt.

5. Brisiġ guṫ an Tiġearna crainn ċéad, isead brisiġ an Tiġearna céadair Lebanon.

6. Do beir fós orrṫa lingeaḋ amhail láoġ; Lebanon, agus Sirion * amhail Unicorn óg.

*Deut. 3. 9.

7. Roinniġ guṫ an Tiġearna lasraċa na teineaḋ.

8. Croiṫiġ guṫ an Tiġearna diotramh Chádes.

9. Do beir guṫ an Tiġearna ar na heiltiḃ láoiġ do breiṫ, agus do ni na coillte lom: agus iona teampull labhraiḋ a nuile ḋuine a ġlóir.

10. Suiḋiḋ an Tiġearna ós cionn na tuile: agus suiḋiḋ an Tiġearna na Riġ go bráṫ.

11. Do béara an Tiġearna neart dá ṗobal: beanneoċaiḋ an Tighearna a ṗobal le síoṫċáin.

## PSALM 30.

Psalm Dháibi, dán coisrigṫe a tiġe.

ADmholfa mé tú, a Ṫiġearna, óir do ṫóig tú suas mé, agus ni tug tú dom easccáiridiḃ gáirdeaċus do ḋéanamh ós mo ċionn.

2. O a Ṫiġearna mo Ḋhia, do ċoimġeas mé ċugad; agus do leiġis tú mé.

3. O a Tiġearna, do ṫóig tú m'anam suas as ifrionn: do ċoiméd tú béo mé, go naċ raċfainn síos don nuaġmaiḋ.

4. Canaiḋ Psalm don Ṫiġearna, ó sibse a naoṁa féin, agus tugaiḋ buiḋeaċus do ċuimne a naomṫaċta.

5. Oir iona feirg ni bfuil aċt móimeint, iona ḟabar atá beaṫa: anso tráṫnóna bioḋ go mbi gul, tig gáirdeaċus ar maidin.

6. Aċt a dubhairt mise am ṡuáimnios, ni háistreoċtar mé coiḋċe.

7. A Ṫiġearna, maille red ġnáṫaiġe do ċuir tú neart am mo ṡliabsa: dfolaiġ tú haġaiḋ, agus do ḃi mé buáiḋearṫa.

8. Chugadsa, a Ṫiġearna, do ċoimġeas mé; agus ċum an Tiġearna do riñe mé mo ġuiḋe.

9. Creud é an tarba atá am fuil, a nuáir raċad síos san nuaġmaiḋ? * an molfaiḋ an luaiṫreaḋ tú? an bfoillseoċaiḋ sé ḟírinne?

*Psal. 6. 5. & 88. 11. & 115. 17.

10. Cluin, a Ṫiġearna, agus déan trócaire orum: ó a Ṫiġearna, cuiḋiġ liom.

11. Diompóiġ tú mo ḃróin a ndamsa ḋam: do ċuiris diom mo ṡaicédaċ, agus do ċoimċeangail tú mé le lúaṫgáir.

12. Ionnus go ccanfaḋ mo ġlóir molaḋ ḋuitsi, agus gan beiṫ am ṫosd: ó a Ṫiġearna mo Ḋhia, do béara buiḋeaċus riot go bráṫ.

## PSALM. 31.

Don phríomhfhear ceóil, Psalm Dháibhi.

*Psal. 30. 5.
Esa. 49. 23.

Oñadsa,* a Thighearna, chuirim
mo dhóchus, ná léig mo
náiriughadh go bráth: sáor
mé ann tfírinntas.
2. Cláon do chluas chu-
gam, sáor mé go luath: bi dhamhsa
ad charraig neirt, agus mar tigh
cumhdaigh dom dhídion.
3. Oir is tú mo charraig, agus
mo dhaingion: ar a naobharsin ar son
tanma threóraigh mé, agus dírigh mé.
4. Tarraing amach mé as an líon,
noch do folaigheadar am choinne: óir is
tú mo neart.

*Luc. 23. 46.

5. * Ann do láimhsi chuirim mo spio-
radh; dfuasgail tú mé, a Thighearna
Dhia na fírinne.
6. Fuathighim an lucht coimhéd as dìomh-
aoineas bréagach: acht cuirim mo dhóchus
annsa Tighearna.
7. Biadh lúathgháireach, agus do dhéan
gáirdeachus ann do thrócaire: óir do
chonnairc tú mo bhuáidhreadh, agus daithin
tú manam a néigion.
8. Agus níor thoirbhir tú mé a
láimh mo námhad; do chuiris mo chosa
a monadh fharsaing.
9. Déan trócaire orum, a Thighearna,
óir atáim a mbuaidhreadh: atá mo shúil
ar na cnaoí lé dibhfeirg, manam fós,
agus mo bholg.
10. Oir do caitheadh mo bheatha lé
doilgios; agus mo bhliadhna re hos-
naodhaibh: do lagaidh mo neart tre mhí-
cheart, agus atáid mo' chnámha ar na
ccnaói.
11. Do bhí mé am sganail a measc mea-
sgcanadh uile, agus go háiridh dom
chomharsanaibh, agus am eagla dom lucht
aithne; an lucht do chonnairc amuigh
mé, do teitheadar uáim.
12. Atáim ar ndearmad mar dhuine
marbh as cuimhne: atáim mar soitheach
bristé.
13. Oir do chúalaidh mé sganail
mórain, eagla ar gach áontaobh; an
feadh do bhádar ag dénamh coimhairle a
néinfheacht am aghaidh, do thionnsgnadar
manum do bhuain asum.
14. Acht ionadsa do chuir misi
mo dhóchus, a Thighearna; a dubhras,
is tú mo Dhia.
15. Atáid maimsera ad láimhse,
sáor mé ó láimh mo námhad óm lucht
ainleanmhna.
16. Tabhair ar haghaidh lonnrughadh ar
do sheirbhíseach; tárrthaigh mé ar son
do thrócaire.
17. A Thighearna, ná léig mo náir-
iughadh, óir do ghoir mé orrsa: náir-
ighthear na cionntaigh, cuirthear na ttost
a nifrionn iad.
18. Déantar pusa na mbréug balbh,
noch labhrus go géur a naghaidh na
bfíréun re húabhar, agus re tar-
cuisne.
19. * O cred méd do maitheasa, *Isa. 64. 4.
noch do taisgidh tú don lucht ar a mbi 1 Cor. 2. 9.
heagla: dóibrigh tú don lucht chuirios a
ndóchus ionad a lathair mac na ndaóine.
20. Foilleochaidh tú iad a nuáig-
nios ad fhiadhnaise ó úabhar an duine:
foilleochaidh tú iad ann do thabernacul
ó imreasan na tteangtha.
21. Go madh beannaighthe an Tighearna,
óir do rinne sé a chinéul ro iongantach
dhamhsa a ccathraigh dhaingin.
22. Oir a dubhras ann mo dheithnios,
atáim ar mo gearradh amach ód radharc:
gidheadh do chúala tú guth mo ghearáin a
nuáir do gháir mé chugad.
23. Gráidhighidh an Tighearna, ó sibh-
si a náomha féin uile: coimhédaigh an
Tighearna an firinneach slán, agus díolaidh
a luáigheacht ris a nuáibhreach.
24. * Bidh láidir, agus neirteochaidh
sé bhur ccroidhe, sibhsi uile agá bfuil *Psal. 27. 14.
bhur ndóigh san Tighearna.

## Psalm. 32.

### Psalm tegaisg Dháibi.

IS sona an té, agá bfuil * a ċionta ar na maiṫem, agus a ṗecadh ar na ḟolaċ. * Romh. 4. 7.

2. Is sona an té, noċ naċ ccuirionn an Thigerna pecadh na leiṫ, agus ág naċ bfuil celg iona spioraid.

3. A nuair do bi mé am ṫost, dfásadar mo ċnáma foirfe, do brigh mo búirfeda ar fedh an laói.

4 Oir do bi do lám trom orum do ló agus doidċe: do hiompóigheadh mo fliċes a ttart samraidh.

5. Dadmaidh mé mo ṗecadh duitse, agus nior foluigh mé mo ċionta: * a dubhairt mé, aideomadh mainndligṫe don Tigerna; agus do maiṫ tú urċóid mo ṗecaidh.

* Seanraite. 28. 13. Isa. 65. 24. 1 Eoin. 1. 9.

6. Ar a nadhbharsin do ġuidhfidh a nuile duine diadha urnuiġ ċugadsa a nam ṫfaġala: go deimin a ttuilte uisgeda móra ni ṫiocfuidh a ngar dósan.

* Psal. 9, 9. 7. * Is tú mionad foluigh, coimeonuidh tú mé ó ḃuaidhreadh: ré gáirdeċus sáorṫa tiucfuir fá ccuáirt am ṫimċioll.

8. Tegoisga mé ṫú, agus múinfedh ṫú san tslige iona ngéubha; do bhéar comhairle duit ré mo súil do beiṫ ort.

* Seanraite. 26. 3. 9. * Ná bíṫi mar a nech, nó mar an muille, ag nach bfuil tuigsi: is iniadhta a ḃéul re béulmaċ agus re srian, degla go ttiucfadh sé a ngar duit.

10. Atáid iomad doilġios don ṗecaċ; aċt tiucfa trócaire a ttimċioll an té ċuires a ḋóċus ansa Tigerna.

11. Dénuidh gáirdeċus ansa Tigerna, agus bíṫi lúaṫġáireċ, sibhsi a ḟíréuna: agus dénuidh lúaṫġáir, sibhsi noċ atá díreċ a ccroiḋe.

## Psalm. 33.

GÁirdighidh ansa Tighenna, sibhsi a ḟíréuna, is cubaidh moladh don díreċ.

2. Molaidh an Tigerna ris an ccláirsigh; re psaltair re hionstrument deiċ ttéud canuidh salm dó.

3. Canuidh dó caintic nuadh, sinnidh go héolgaċ maille re fuáim áird.

4. Oir is díreċ briaṫar an Tigerna, agus a oibreċa uile maille re firinne.

5. * Is ionmhuin leis ceart agus breiṫemhnus: atá an talam lán do * Psal. 119. 64.
ṫrócaire an Tiġerna.

6. * Re breiṫir an Tiġerna do * Gen. 1. 6, 7.
rinnedh na flaiṫemhnuis, agus le spioradh a béil a sluaġ uile.

7. Cruinnighidh sé uisgeda na mara amhuil carnn: agus cuiridh súas an dubaiġén a ttiġṫib ionmhuis.

8. Bíodh egla an Tiġerna ar an ttalam uile: bíodh úaman ar uile áitreḃaċa an domhain.

9. Oir do labhair sé, agus do rinnedh amhlaidh; do aiṫin sé, agus do cruṫuiġedh iad.

10. * Do ní an Tiġerna comhairle na * Isa. 19. 3.
ccinedhaċ díomaoin: do ní smuaintighe na ndaoine neimhéifeaċtaċ.

11. * Seasfuidh comhairle an Tiġerna * Seanraite 19. 21. Isa.
go bráṫ, smuaintigṫe a ċroiḋe go 46. 10.
saoġal na saoġal.

12. * Beannuiġ an ciniḋ agá bfuil * Psal. 65. 4
an Tiġerna na Dhia aca, na daóine & 144. 15.
do ṫog sé mar oiġreaċt dó féin.

13. Féuċuidh an Tiġerna ó neamh, do ċí sé mic na ndaoine uile.

14. Dearcaidh sé ón ionad comhnuiġ ar áitreḃaiḃ na talman uile.

15. Eision cumadóir a ccroiḋṫeaḋ a nuile fer, tuigé sé a noibreċ uile.

16. Ni bfuil Rígh ar biṫ cumduiġṫer re iomad slóiġ; ni sáortar an duine tréun re méd a neirt.

17. Is ní díomhaóin each mar dhídion: ní fhóirfe sé aonduine re méd a neirt.

*Iob. 36. 7. Psal. 34. 14. 1 Phead. 3. 12. 18. * Féuch, atá súil an Tighearna ar an luchd agá bhfuil a eagla; agus an luchd bhíos a ndóigh iona thrócaire:

19. Do shaoradh a nanma ó bhás, agus dá cconghmháil béo a ngorta.

20. Atá ar nanam ag feitheamh ar an Tighearna: is eision ar ccabhair, agus ar sgiath.

21. Oir is annsan do dhéanas ar ccroidhe gáirdeachus; do bhrígh gur chuireamar ar ndóigh ann a ainm naomhthasa.

22. Bíodh do thrócaire oruinn a Thighearna, do réir mar atá ár ndóigh ionnad.

---

PSALM. 34

Psalm Dháibhi, a nuair dathruigh sé a mheall a láthair Abimelech, noch do thiomáin uadh é, agus do dhealuigh ris.



Beinneochaidh mé an Tighearna gach uile uáir: biáidh a moladh ann mo bhéul a ccomhnuidhe.

2. Annsa Tighearna do dhéana manam glóir: cluinfe an tumal é, agus biáidh lúathgháirfeach.

3. Móraidhe an Tighearna leamsa, agus árduighemid a ainm a néinfheacht.

4. Diarr mé an Tighearna, agus do chualaidh sé mé, agus do shaor mé óm eagla uile.

5. Dféuchadar chuige, agus do soillsiughadh iad, agus ní raibh náire ar a naightibh.

6. Do ghairm an duine bochtso, agus do chualaidh an Tighearna é, agus do shaor é ó na uile buáidhreadh.

7. Do ní aingeal an Tighearna campa go cruinn a ttimchioll na druinge agá mbí a eagla, agus saoraidh sé iad.

8. Blaisidh, agus féuchaidh gur maith an Tighearna, is beannuighe an duine agá mbí a dhóigh ann.

9. Bíodh eagla an Tighearna oruibh, síbhsi a naomha féin: óir ní bhfuil uireasbhuidh ag an luchd agá bhfuil a eagla.

10. Bíth uireasbhuidh air na leómhanuibh óga, agus fuilingid ocrus: acht ní biáidh uireasbhuidh sheanmhaitheasa ar an luchd iarrus an Tighearna.

11. Tigidh a chlann, éisdidh riomsa, teagaisgfeadh eagla an Tighearna dhíbh.

*1 Phead. 3. 10. 12. * Cia hé an duine lear mian beatha, lear bionmhuin [iomad] laetheadh, dfaicsin maitheasa?

13. Coimhéd do theanga ó urchóid, agus do bhéul ó labhradh ceilge.

14. Dealuigh ris a nolc, agus déan maith, iarr síothcháin, agus lean í.

*Iob. 36. 7. Psalm. 33. 18. 1 Phead. 3. 12. 15. * Atáid súile an Tighearna chum na bhfiréun, agus a chluasa chum a ccomhairc.

16. Atá aghaidh an Tighearna a naghaidh na druinge do ní olc, chum a ccuimhne do ghearradh ón talamh.

17. Gáiridh [na fíréin] agus do chluin an Tighearna, agus saoraidh iad ó na nuile anacra.

18. As fogus an Tighearna don druing agá bhfuil a ccroidhe briste: agus sáorfaidh na coimhbhruighte a spioraid.

19. Is iomdha cradh ag an bhfiréun, gidheadh sáorfaidh an Tighearna úatha uile é.

20. Coimhéduigh sé a chnámha uile, ní bristear eón díobh.

21. Acht muirfidh an tolc an ciontach, agus sgriosfuighear an luchd agá bhfuil fuath ag an bhfiréun.

22. Fúasgluidh an Tighearna anam a sheirbhiseach, agus ní sgriosfuighthear an méid chuirfios a ndóigh ann.

# PSALM. 35.

## Psalm Dháibhi.

Tagair, a Thiġearna ris an muintir ċeannaiġios riom; catuiġ ris an muintir ċatuiġios am aġaidh.

2. Gab greim do sceit agus do ḃuicléir, agus seas suas dom ċumdach.

3. Agus tarruing amaċ an gaṫ, agus stop an tsliġe a naġaidh na muintire buaidhrios mé: ráidh rem anam, is misi do ṡlánuġadh.

4. * Claoidhtear agus náiriġtear an luċt iarrus manum; iompóiġtear iad a nais, agus claoitear an lus noch smuáineas urċóid dam. * Psal. 40. 15. & 70. 3.

5. * Bidis mar lóċán ós coinne na gaoiṫe, agus aingeal an Tiġearna ġá ruagadh. * Iob. 21. 18. Psal. 1. 4. Esa. 29. 6. Ose. 13. 3.

6. Biodh a sliġe na dorċadus, agus ro ṡleaṁuin, agus aingeal an Tiġearna da ngéarleanṁuin.

7. Oir is gan adhbhar do ḟoluiġeadar a lion am ċoiṁeasi a log, noċ do ṫoċladar gan adhbhar a ccoiṁe manma.

8. Tigeadh milleadh air sion naċ raibh a ḟios aige, a lion noċ dfoluiġ sé, gabadh é féin: agus tuiteadh sé annsa milleadh sin féin.

9. Agus biáidh manamsa lúaṫġáireaċ annsa Tiġearna: do ḋéanuidh sé gáirdeaċus iona ṡlánuġadh.

10. Déaruid mo ċnáṁa uile, ó a Thiġearna, cia is cosṁuil leatsa, noch ṡáorus an boċt ó nduine atá ainneartṁar na aġaidh, agus an boċt agus an tearbhuidheaċ ón té ṁillios é?

11. Deiriġ fiaġnuise éagcóraċ súas; dfiafruiġeadar díom an ni nár bfeas dam.

12. Thugadar dáṁ luáiġeacht uilc a naġaidh maiṫeasa, ċum manma do ṁilleadh.

13. Acht misi a nuáir do bádar easlán, bá saiceadaċ mo ċulaidh: duiṁliġios manum re trosgadh, agus dfill mo ġuidhe am uċt féin.

14. Diomċras mé féin aṁluidh is gur bé mo ċaruid nó mo dhearbhraṫair é: duiṁliġios a nduibhéadaċ, mar an té do ni doilġios ar son a ṁaṫar.

15. Acht ann mo riaċtanas do ríṅneadarsan gáirdeaċus, agus do ċruinniġeadar iad féin a naonáit: na ciotruiġ fós do ṫionoladar a cceann a ċéile am aġaidh; agus ni raibh a ḟios agamsa; do réubadar, agus níor sguireadar.

16. Re clúanaiġibh magaidh ar ċóisreaċuibh, ag giosgán ré na bfiacluibh am aġaidhsi.

17. A Thiġearna, cá fad bias tú dá ḟaicsin so? sóir manam ó na mbuáidhreadh, mo ṁuirnin ó na leoṁanuibh.

18. * Do bhéaradh buidheaċus dhuitsi annsa ccoṁdháil ṁóir: a measc mórain daóine molfa mé ṫú. * Psal. 40. 2 & 111. 1.

19. Ná léig dom naṁdaibh gáirdeaċus do ḋéanam ós mo ċionn go héagcóraċ: ná léig do lus mfuaitiġte gan adhbhar a súil do ċláonadh.

20. Oir ni labraid síoṫċáin: agus tionnsguid briaṫra cealgaċa a naġaidh daóine socra na talṁan.

21. Agus dfosgladar a mbéul go fairsing am aġaidh; a dubradar, aha, aha, do ċid ar súile é.

22. Do ċonnairc tú so, a Thiġearna, ná bi ad ṫost: a Thiġearna, ná bi a bfad uáim.

23. Corruiġ súas ṫú féin, agus músgail ċum mo breiṫeaṁnuis, ċum mo ċúise, mo Thiġearna, agus mo Dhia.

24. Beir breiṫeaṁnus orum do réir ṫfiréuntaċta, ó a Thiġearna mo Dhia, agus ná gáirdiġid ós mo ċionn.

25. Ná habraid siad iona ccroiḋe, aha, ar nanam: ná habruid, do ṡluigeamar súas é.

26. Náiriġtear, agus claóidhtear a néinfeaċt an drong do ni gáirdiuġadh ann molc: sgeuiġtear iad lé himdeargadh,

noċ ṁóruiġios iad féin am aghaidh.
27. Gáiredís lē lúaṫġáire, agus bídís gáirdeaċ, gaċ a bfuil fabarṫaċ dom ḟíreúntas: agus abraidís do ġnáṫ, bioḋ an Tiġearna móruiġṫe, agá bfuil dúil a síoṫċáin a ṡeirbísiġ.
28. Agus foillseoċuiġ mo ṫeanga ṫfíreúntas, agus do ṁolaḋ ar feadh an laói.

---

## PSALM. 36.

Don ṗríṁḟear ceóil, Psalm Dháibi, seirbíseach Dé.

ADeir droiċġníoṁ an ċiontuiġ a stiġ ann mo ċroiḋe, naċ bfuil eagla Dé ós coiṁne a ṡúl.
2. Oir do ní sbleaḋaċus ris féin iona raḋarc, nó go naiṫnigior go bfuil a ṗeacaiḋ fúaṫmar.
3. Is míċeart, agus meallṫóireaċt briaṫra a béil: do léig ḋe beiṫ glic, agus maiṫ do ḋéanam.
4. Smuáinigiḋ sé dioṁċóiners ar a leabuiḋ, suiġiḋ sé féin ar ṡliġe naċ maiṫ; ni ḋiultann an tolc.
*Psal. 57. 11. & 108. 4. 5. * A Thiġearna, is annsna flaiṫeasuiḃ atá do ṫrócaire: agus ṫfírinne go nuige na néulla is áirde.
6. Is cosṁuil ṫfíreantas re sléibtib ro árda, do ḃreiṫeamnuis is cosṁuil ris an ndubaigéin: ó a Thiġearna, cuṁduiġ tú an duine, agus an tainṁiḋe.
7. Cred é oirḋearcus do ṫrócaire, a Dhé: ar a naḋbar sin cuirfid mic na ndaoine a ndóiġ a scáile do sciaṫán.
8. Béid ar na sásuġaḋ go ro ṁór lē méaṫus do ṫiġe: agus do ḃéarra tú orra ól daibne haóibnis.
9. Oir is agadsa atá tobar na beaṫa; ann do ṡolusa do ċídfiom solus.
10. Faduiġ do ṫrócaire don luċt da-
rab eolaċ tú: agus ṫfíreúntas don díreaċ a ccroiḋe.
11. Ná tigeaḋ cos a núabair orum, agus ná corruiġeaḋ lám an ċiontuiġ mé.
12. Annsin do ṫuiteadar luċt oibriġṫe na hurċóide: do teilgioḋ sios iad, agus ni buḋ éidir léo éirġe.

---

## PSALM. 37.

Psalm Dháibi.

NA * fearguiḋ ṫú féin fá luċt déanta a nuilc, ná bi ainġiḋe a nagaiḋ luċta oibriġṫe a néigceirt. * Seanraite 23. 17. & 24. 1.
2. Oir mar an bféur gearrfuiġear sios go hobann iad, agus crionfuiḋ mar an luiḃ ġlais.
3. Cuir do ḋóiġ annsa Tiġearna, agus déan maiṫ, áitreiḃ annsa ḋúiṫċe, agus beaṫóċar tú go deimin.
4. Agus bioḋ do ḋúil annsa Tiġearna, agus do ḃéura sé duit iarratas do ċroiḋe.
5. * Táoḃ do ṡliġe ris an tTiġearna, agus cuir do ḋóiġ ann, agus do ḋéana sé é. * Seanraite. 16. 3. Math. 6. 25 1 Phead. 5. 7.
6. Agus do ḃéaruiḋ sé amaċ ṫfíreúntas mar an solus, agus do ḃreiṫeamnus mar ṡolus an meaḋon-laói.
7. Bí ad ṫoċt don Tiġearna, agus déan feiṫioṁ foiġideaċ ar: ná fearguiġ ṫú féin ris an té bios sona iona ṡliġe, ris an tí noċ ċríoċnuiġios a ḋroċ smuáintiġ.
8. Scuir ó ḟeirg, agus léig ḋíot ainteas: ná fearguiġ tú féin ar éanċor ċum uilc do ḋéanam.
9. Oir gearrfuiġṫear amaċ luċt déanta na héagcóra: agus luċt feiṫṁe ar an tTiġearna ġeabuiḋ oiġreaċt a nfearuinn.
10. Agus fós beagán, agus ni biáiḋ an ciontaċ ann: measfa tú go dúṫraċtaċ a ionad, agus ni bfuil sé ann.
11. Aċt

11. * Acht geubhaid na ceannsuighthe oighreas a bhfearainn, agus biáidh a ndúil a niomad na síothchána.

12. Do ní an tandaoine tionnsgnamh a naghaidh a nionnraic, agus do ní díoscán na aghaidh ré na fiaclaibh.

13. * Do dhéana an Tighearna gáire uime, óir do chí go ttiucfaidh a lá.

14. Do tharrangadar na droch-dhaoine an cloidheamh, agus do reighiodar a mbogha do theilgean na mbuaidheartha agus na mbocht síos, agus do mharbhadh na ndíreach san tslighe.

15. Rachaidh a ccloidheamh a steach iona ccroidhe féin, agus brisfighthear a mbogha.

16. Is fearr an beagan atá ag an bhfíréun, ná saidhbhrios mórán do dhroch-dhaoinibh.

17. Oir brisfighthear righteach na ndroch-dhaoine, acht congmhaidh an Tighearna an fíréun súas.

18. As aithne don Tighearna láethe na ndíreach, agus biáidh a noighreas go síorruidhe.

19. Ni biáidh náire orra a naimsir an uilc, agus béid sásuighthe a laethibh na gorta.

20. Acht meithfid na cionntaigh, agus beidhnaimhde an Tighearna mar mheudus na lubán, cnaóifighthear iad: biáidh cnaóite a ndeataigh.

21. Gabhaidh an drochdhuine áirleagadh, agus ni díolann a rís, acht taisbeanaidh an fíréun trócaire, agus do beir ní uadh.

22. Oir an méid atá ar na mbeannughadh uadhsan, gébhaid oighreas na talmhan: agus an lucht do mhalluigh sé, gearrfar amach iad.

23. Is ón Tighearna ordaighthear coiscéime an duine, an tan bhias dúil aige iona shlighe.

24. Bíodh go ttuitfeadh, ni teilgfighear síos é, óir congmhaidh an Tighearna a lámh súas.

25. Do bhí mé óg, agus a nois atáim aosta: acht ní faca mé an fíréun ar na thréigion, agus a shliocht ag iarraidh déirce aráin.

26. Atá sé trócaireach, agus áirleagthach an feadh an laói, agus atá a shliocht beannuighthe.

27. Delaigh ó olc, agus déan maith; agus áitreibh go bráth.

28. Oir is ionmhuin leis an Tighearna breitheamhnus, agus ní thréigionn a naóimh, agus atáid daingion go bráth: as gearrfar síos an droch-dhuine ar fad.

29. Gébhaid na daoine fíreunta oighreas a bhfearainn, agus áitreobhaid ann go síorruidhe:

30. Laibheoraidh béul a nfíréin eagna, agus laibheoraidh a theanga breitheamhnus.

31. Atá dligheadh a Dhé iona chroidhe, ni sciorrfaidh aon dá choiscéimibh.

32. Bhí an droch-dhuine ag faire ar an bhfíréun, agus iarraidh a chur chum báis.

33. Ni fágfaidh an Tighearna iona láimh é, agus ni daimneochaidh é, an tan do dhéantar breitheamhnus air.

34. Feith air an Tighearna, agus coimhéad a shlighe, agus árdeochaidh sé thú chum oighreachta na dúthche: a nuáir béid na droch-dhaoine air na sgrios, do chífe tú sin.

35. Do chonnairc mé an droch-dhuine neartmhar, agus agá leathnughadh féin amhuil crann glas fásas úadh féin:

36. Agus do ghabhus tort, agus féuch ní raibh sé ann: agus diarr mé é, agus níor frith é.

27. Comharthaigh an fíréun, féuch air an ndíreach: óir is síothcháin crioch a nfir sin.

38. Acht sgriosfighthear lucht an tsáraighthe a ninfeacht, agus gearrfar amach deireadh an droch-dhuine.

39. Agus is ón Tighearna atá slánughadh a nfíréin, sé a neart é a naimsir a néigiontais.

40. Agus do bheura an Tighearna cabhair dóibh, agus sáorfaidh iad, sáorfaidh sé iad ó na droch-dhaóinibh, agus coimhdeochaidh iad do bhrigh go bhfuil a ndóigh ann.



* Math. 5. 5.

* Psal. 2. 4.

## PSALM. 38.

Psalm Dháibhi do ċur a ccoiṁne.



Thiġerna, ná himḋergh mé
an ṫfeirg, agus ná smas-
rġ mé an do ḋiomḋa te.
2. Oir atáid do soiġde
na ſesam go daingion ionnum, agus
atá do lámh dom bruġad go doirb.
3. Ni bfuil sláinte ar bith an
mfeóil do briġ ṫfeirgesi: ni bfuil
siotċáin am ċnámhuib do briġ mo pe-
caid.
4. Oir do ċuadar mo ċionta ós
mo ċenn: mar úalaċ trom atáid
ro ṫrom agam.
5. Atáid mo ċneasa morenoiċe, a-
gus atáid breun: do briġ mo leime.
6. Atáim crotaċ, atáim ag cláo-
naḋ sios go hiomarcach, siublaim a
ndoilġios ar feaḋ an laoi uile.
7. Oir atáid mo sliasta dá los-
gaḋ, agus ni bfuil folláine ar biṫ an
mfeóil.
8. Atáim anbfann, agus ar mo bua-
laḋ go neimneċ: do núaill mé ar son
miosuaimnis mo ċroiḋe.
9. A Thiġerna, is ós do ċoiṁe a-
tá mo ṁian uile, agus nior folċaḋ
mosnaḋaċ orrtsa.
10. Atá mo chroidhe luáimneċ,
tréigiḋ mo nert mé, agus ni bfuil so-
lus féin mo súl agam.
11. Seasaid mar sgráḋa, agus
mo ċáirde gan beiṫ a lathair mo bhuil-
leḋ, agus seasaid mo ġaol a bfaḋ
uáim.
12. Agus an lucht atá ag tór-
raiḋeaċt ar manam, cuirid painteir ro-
mam: agus an drong iarrus molc
labraid urċóid, agus smuainid cealga
ar feaḋ an laoi.
13. Aċt misi amhuil duine bodhar ni
ċluinim, agus mar duine balb nach
bfosgalann a béul.
14. Mar so do bi mé mar duine
naċ ccluinion, agus ag naċ bfuil ad-
murán iona béul.
15. Oir ionadsa, a Thiġerna, cuir-
rim mo ḋóċċus: do bérа freagra, ó
a Thiġerna mo Dhia.
16. Oir a dubhrus, deagla go ndéin-
dis gáirdeċus orum: a nuair ċorraiġ-
ṫes mo ċos, mórraiġid iad féin am
aġaiḋ.
17. Oir atáim ollam ċum beiṫ ba-
caċ, agus atá mo ḋoilġios a ma-
ġaiḋ do ġnáṫ.
18. Oir foillseoċaid mé mo ċion-
ta, agus biad doilġiosaċ ar son mo
peċaid.
19. Acht atáid mo naimde béoḋa,
atáid neartmar: agus atáid ar na
niomadugaḋ, noċ fuaṫaiġios mé go
bréugaċ.
20. Agus an drong toirberus olc
ar son maiṫesa, atáid na naimdibh
agam, do briġ go leanaim an maiṫ.
21. Ná tréig mé, a Thiġerna mo
Dhia, ná bi a bfad uáim.
22. Déna deitfir ċum mfurtaċta, ó
a Thiġerna mo slánuġadh.

---

## PSALM 39.

Don priṁfer ceóil, do * Ieduthun, Psalm Dháibhi. * Croin. 25. 1.



Dubhart mé, do bérа mé aire
dom sliġtib go naċ ndearnad
peċaḋ lem teangaiḋ: coiṁ-
eoċaḋ srian rem béul an
feaḋ bias an cionṫaċ ós mo ċoiṁe.
2. Do bi mé balb re a beiṫ am
toċt, do bi mé am toċt ó maiṫ, agus
do corraiġeḋ mo ḋoilġios.
3. Do bi mo ċroiḋe te ionam a stiġ,
an mo smuaineḋ do las an teine: an-
sin do labrus rem teangaiḋ, [ag raḋ]
4. A Thiġerna, foillsiġ ḋam mo
ċrioċ deiġionaċ, agus tabhair a fios
ḋam caide fad mo laeṫe: go mad fios
ḋam cá fad mairfios mé.
5. Féuċ, do rine tú mo laeṫe do

mórghthear an Tighearna.

17. Bíodh go bfuilim bocht, agus easbhuidh-
each, smuáinfidh an Tighearna orum: is
tú mfear cobharta, agus sáorthá; ó
Dhia, ná déan faillighe.

## PSALM 41.

Don príomhfhear ceóil, Psalm Dháibhi.

IS beannuighthe an té do bheir aire
don bhocht, sáorfuidh an Ti-
ghearna é a ló a uilc:
2. Cumhdeochuidh an Tigh-
earna é, agus coimhdeochaidh
beó é, biáidh sé beannuighthe ar an ttalamh;
agus ná tabhair é do thoil a námhad.
3. Do dhéana an Tighearna a chothu-
ghudh ar leabaidh a dhoilghis: iompocha tú a
leabaidh uile iona thinneas.
4. A dubhairt mé, a Thighearna, déna
thrócaire orum: slánuigh manam, óir
do peacaidh mé ad aghaidh.
5. Labhruid mo naimhde go holc orum:
cá huáir éugfas sé, agus meithfeas a
ainm?
6. Agus má thig dom féuchuin, lab-
ruidh sé díomhaoineas: cruinnighe a chroidhe
urchóid dó féin, racaidh amach ansa
tsráid, agus laibheoruidh é.
7. Tiaghaid a ccogar ré chéile am
aghaidh an méid fuathuighios mé: smuái-
nid olc am aghaidh, [ag rádh]
8. Atá droch easláinte ceangailte
go daingion de: agus a nois ó atá
na luidhe, ni éireochuidh ní sa mó na sé-
samh.
9. * Fear mo shíothchána fós iona Eoin. 13.
raibh mo dhóigh, noch a dhuáigh manán, do 18.
thóg sé suas a shál am aghaidh.
10. Acht tusa, a Thighearna, déan
thrócaire orum, agus tóg suas mé,
agus do bheur luáigheacht dóibh.
11. Ann so aithnighim go bfuil dúil
agadsa ionam, do bhrigh nach déanuid
mo naimhde caithréim ós mo chionn.
12. Acht ar mo shonsa, congmha
tú suas mé ann mo iomláine, agus
cuirfir mé ós coinne haighte go bráth.
13. Go mad beannuighthe biaś an Tigh-
earna Día Israel, ó shíorruidheacht, agus
go síorruidhe. Amen, Amen.

## PSALM 42.

Don príomhfhear ceóil, Psalm teagaisg
cum cloinne Córah.

MAr dhúthrachtas a neilit
sruta na nuisgeadh, is
marsin dhúthrachtas ma-
nam ionadsa, a Dhé.
2. Atá tart ar manam chum Dé,
chum an Dé mharthannaigh: ca huáir
thiucfad, agus thaisbeanfad mé féin
ós coinne aighthe Dé?
3. * Dob iad mo dhéra mo bhiadh do *Psal. 80. 5.
ló agus doidhche, an feadh a deirtear
riom go laéthamhail, cáit a bfuil do
Dhia?
4. Cuimhnighim na neithesi, agus dóir-
tim orum amach manam; óir do chuáidh
mé mar an ccomhthionól, do chuáidh mé
léo go tigh Dé; lé guth lúathgháire a-
gus molta, le hiomad ag congmháil
láoi féile.
5. Cred fa ttuilgear síos tú, ó
manam, agus cred fa bfuil tú buáidh-
earta ionam? cuir do dhóigh a Ndia,
óir molfad é fós ar son slánte a
aighthe.
6. O mo Dhia, atá manam ar na
tuilgion síos ionam; dá bhrigh sin cuimh-
nighim ortsa ó thalamh Iordan, agus
Hermonim, agus ón ccnoc beag.
7. Goiridh an dubhaigéan chum an dub-
haigéin re guth do dhúsioll uisgeadh: do
chuadar do thonna, agus do thuile to-
ram.
8. Ansa ló aitheonas Día dá thró-
caire, agus ansa noidhche a chaintic
agamsa, urnaigh chum Dé manma.
9. Déarfa mé re Día mo charraic, cred
as ar dhearmaid tú mé? cred fa nim-

ṫiġim go doilġiosaċ ó ṡáruġaḋ mo náṁaḋ?

10. Lē cloiḋeaṁ ann mo ċnámuiḃ sgannluiġid measccáinde mē; an feaḋ a deirid riom go láeṫeaṁuil, cáit a bfuil do Dhia?

11. Creud fa tteilgeann tú ṫú féin síos, ó manam, agus creud fá bfuil tú buáiḋearṫa ionnam? cuir do ḋóiġ a nDia, óir molfa mē fós ē, sláinte maiġṫe, agus mo Dhia.

---

# PSALM. 43.



Deana breiṫeaṁnus orum, a Thiġearna, agus tagair mo ċuis, sáor mē ón ccineadh neaṁṫrócaireaċ, ó fear na meallṫóireaċta, agus na hurċóide.

2. Oir is tú Dia mo neirt, creud fá ccuireann tú ḋíot mē? creud fa nimṫiġim go doilġiosaċ ar son sáruiġṫe mo náṁad?

3. Cuir [ċugam] do ṡolus, agus ṫfírinne, treóruiġdís mé: tugaidís mē ċum do ċnuic náoṁṫa, agus ċum hionaid comnuiġe.

4. Agus annsin raċa mē go haltóir Dē, go nuige Dia luaṫġáir mo ġáirdeaċuis; agus molfaḋ ṫú ar an ccláirsiġ, ó a Dē, mo Dhia.

5. Creud fa tteilgionn tú ṫú féin síos, ó manam, agus creud fa bfuil tú buáiḋearṫa ionnam? cuir do ḋóiġ a nDia, óir molfaḋ ē fós, sláinte * maiġṫe, agus mo Dhia. * Psal. 42. 11.

# PSALM. 44.

Don ṗríṁfear ceóil, Psalm teagaisg do ċloinn Chórah.



A Dhē, do ċualamar rē ar gcluásaiḃ, agus dfoillsiġeadar ar naiṫre ḋúinn a nobair doibriġ tú iona naimsir, san tseanaimsir:

2. Gur ḋíbris amaċ lēd láiṁ na cineaḋaċa, agus gur ṡuiġiḋ tú iadsan: do rinnis olc do na daoiniḃ, agus do ṫeilgis amaċ iad.

3. Oir ni re na gcloiḋeaṁ do ġabadar oiġreaċt a nfearuinn, agus ni hí a láṁ féin do ṡáor iad: aċt do láṁ ḋeas, agus do riġ, agus solus haiġṫe, do ḃríġ go raiḃ tú fabarṫaċ ḋóiḃ.

4. Tusa mo Riġ, a Dhē, aithn sṫóruġaḋ do Iácob.

5. Ionnadsa buailfiom ar naimde, ann hainmse ṡailteoram síos an drong noċ ēirġios ar naġaiḋ.

6. Oir ni ċuirfead mo ḋóiġ ann mo bogha, agus ni sáorfa mo ċloiḋeaṁ mē.

7. Acht do ṫárṫuigh tusa sinn ó ar naiṁdiḃ, agus do náirighis lus ar ngortuighṫe.

8. Do nimid glóir a nDia ar feaḋ an laói, agus molfam hainm ċoiḋċe.

9. Aċt do ṫréig tú, agus do náirigh tú sinn, agus ni raċa tú amaċ rē ar sluáaghaiḃ.

10. Do beir tú orrainn iompógh ón naṁaid; agus an lus ḟúaṫuighios sinn do níod ccreaċ dóiḃ féin.

11. Do beir tú sinn amhuil minealláċ mar biaḋ, agus sprēighe tú sinn a measc na ngeinteaḋ.

12. Reaca tú do ḋaóine ar neimni, agus ni ṁéaduigheann tú a lúaċ.

13.* Do ni tú sgannail dar ccoṁarsannuiḃ ḋinn, tarcuisne agus magadh don lus atá fá ccuáirt ar ttimċioll. * Psal. 79.4.

14. * Do ni tú seanfocal ḋinn a measc na ngeinteaḋ: crotaḋ cinn a measc na bpoibleaċ. * Ier. 24.

15. Atá

15. Atá mo náire ós mo coiṁe ar feaḋ an laói, agus dfolaigh náire maiġṫe mé:

16. O guṫ an ċáinteóra, agus an sgannluiġṫeóra; ó aġaiḋ na náṁad, agus an dioġaltaiġ.

17. Tháinig so uile orruinn; giḋeaḋ níor ḋearmadamar ṫusa, agus ni ḋearnamar mioċoingioll a naġaiḋ do ċonnarta.

18. Níor iompoiġ ar gcroiḋe ar a ais, agus níor ċláon ar gcoisceime ód ṡliġe.

19. Maṫá gur bruiġ tú sinn a nionad na ndragun, agus gur foluiġ tú sinn le scáile an báis.

20. Má ḋearmadamar ainm ar Ndé, agus gur leaṫnuiġeamar ó ċéile ar láma cum Dé coiṁtiġe:

21. Naċ sríonfaiḋ Dia so amaċ? óir is aiṫne ḋó neiṫe foluiġṫeaċa an ċroiḋe.

*Rom. 8. 36. 22. * Os ḋeo, ar do sonsa marḃṫar sinn go láeṫeaṁuil, measdar sinn mar ċaoraiḃ cum a náir.

23. Músgail, cred fa ccodlann tú, a Thiġearna, ná tréig sinn go brát.

24. Cred fa gceiliond tú do ġnuis? a ndearna tú dearmad dar mbuáiḋreaḋ, agus dar sáruġaḋ?

25. Oir do cláonaḋ ar nanam sios cum an luáiṫriġ; ceanguil ar mbolg don talaṁ.

26. Eiriġ ad ċabair ḋuinne, agus fuasgail sinn ar son do ṫróċaire.

## PSALM 45.

Don príṁfear ceóil ar Shoshannim, do ṁacaiḃ Córah, caintic ġráḋa.



sal. 79. Ceitiġ mo ċroiḋe amaċ cúis mhaith: labhruim mo ḃearsa don Riġ: mo teanga mar ere. 24. peann scríbneóra ro ḋeiṫniosaiḋ.

2. Is breaġṫa tú ná clann na ndáoine: atáid grása ar ndórtaḋ ann do ḃéul: uime sin do ḃeannuiġ Dia tú go brát.

3. Ceanguil do ċloiḋeaṁ ar do ṡliasuid, ó a ċumaċduiġ: red glóir, agus red ḋaiṫeamlas.

4. Agus beir biseaċ ann do ḃreaġḋas, dul marcuiġ ar haġaiḋ do ḃriġ ḃreiṫe na firinne, agus ceannsaċta ⁊ an ceirt: agus múinfiḋ do láṁ ḋeas neiṫe uáṫḃásaċ ḋuit.

5. Is géur do soiġde, tuitfiḋ na daoine fúḋ, a ccroiḋṫe naiṁde an Riġ.

6. * Atá do ċaṫaóir ríoġa, a Dhé, go saoġal na saoġal: colba firéuntas a isceaḋ is colba dot ríoġaċt. * Eabh. 1. 8.

7. Do ġráḋuiġ tú fíréuntas, agus dfuáṫaiġ tú ciontaċt: ar a naḋbharsin do ungaiḋ Dia, do Dhia féin tú le hola luaṫġáire ós cionn do ċompánaċ.

8. [Boltnuighiḋ] do ċuid éadaigh uile do Mhirr, agus Aloes, agus Chassia: amaċ as páláisiḃ ḟiacail Elepant, le ndearnadar luáṫgháireaċ tú.

9. Atáid inghena Riogh a measc do ban onóraċ, atá an bainrioghan ar na sesamh ar do láim ḋeis a nór Ophir.

10. Eist, a inghen, agus faic, agus cláon do ċluas, agus dearmaid do ḋaóine, agus tigh hatar.

11. Agus saiṁteoċuiḋ an Righ do sgéiṁ; óir isé féin do Thighearna, agus umluigh tú féin ḋó.

12. Agus guiḋfid inghena Tiori haġaiḋ re tiodlacaḋ, an ċuid is saiḋbre don pobal.

13. Atá inghean an Righ glórmar uile taoḃ a stigh, is dórsnáiṫe a culaiḋ.

14. Do ḃeirṫear i cum an Righ a nórnaiḋeaċ dobair snaiṫiḋe: na maighdiona a compánuigh noċ leanas í, do ḃeirṫear ċugadsa iad.

15. Do ḃeirṫear iad maille re luáṫgháir, agus gáirdeaċus, tiucfuid go páláis an Righ.

16. A náit haiṫreaḋ biaiḋ do ṁic,

suigheoċtar

sgheoċtar mar phrionnsaghibh iad san talamh uile.

17. Do bhéaraidh mé fá deara hainm do bheiṫ ar cuimhne ann gaċ aon ghinealaċ: uime sin molfaid na daóine thú go sáoghal na sáoghal.

## PSALM. 46.

Don priomhfhear ceóil do ċloinn Chórah, caintic ar Alamoth.

SE Dia ar ndídean, agus ar neart, cunghnamh ro ollamh a mbuaidhreaḋ.

2. Ar a nadhbharsin ni bia eagla orainn, da mbeiṫ go náistroċadh an talamh; bioḋ go náistroċaḋ na sléibhte go meadhon na fairrge.

3. Bioḋ go ndéanaḋ a huisgeaḋa sin fuáim, agus go mbeidis buáidheartha, da ccriotnaighdis na cnuic le na hat sin go hanmhór.

4. Atá abhann a ndéanaid a sruṫáin sin caṫair Dé lúaṫgháirseaċ, ionad náomhṫa tigh comhnuighe an tí is ro áirde.

5. Atá Dia iona meadhon; ni corróċtar í; do bhéaraidh Dia furtaċt di re héirghe amaċ na maidne.

6. Do rinneadar na cinneaḋaċa fuáim, do ċorruigheadar na rioghaċta: do labhair seision, do leagh an talamh.

7. Atá Tighearna na slógh linn; atá Dia Iacob na dídean aguinn.

8. Tigidh, féuchaidh ar oibribh an Tighearna, noċ do ċuir dóláis ar an ttalamh.

9. Do beir sé fá deara cogaḋ do ċoisc go críoċ na talmhan, brisidh sé an bogha, agus gearraidh an ga, loisgidh sé na carbuid ann sa teine [ag rád]

10. Coisgidh, agus bioḋ a fios agaibh gur misi Dia: biaidh mé ar mórdughaḋ a measg na gcinneaḋaċ, biaidh mé onóraċ ar an ttalamh.

## PSALM. 47.

Don priomhfhear ceóil, Psalm cloinne Córah.

BUáilidh bur mbasa, sibhse uile a pobal: déanaidh gáirdeaċus ċum Dé re guth caithréime.

2. Oir atá an Tighearna is ro áirde uáṫbhásaċ; Righ mór ós cionn na talman uile.

3. Claóidhfidh sé na daóine fúinne, agus na cinneaḋaċa fá ar ccosaibh.

4. Toighfidh sé ar noighreaċt dúinn, oirdeirceus Iacob noċ do ghráḋuigh sé.

5. Do ċuáidh Dia súas re caithréim, an Tighearna re guth an ghalltrumpa.

6. Canaidh Psailm do Dhia, canaidh Psailm? canaidh moladh dár Righ, canaidh moladh.

7. Oir isé Dia Righ na talman uile, canaidh moladh go heolgaċ.

8. Atá Dia a rioghaċ ós cionn na ccinneaḋaċ, suighidh Dia ar ċaṫaóir a naomhṫaċta.

9. Do ċruinnigheadar prionnsuidhe na ndaóine, pobal Dé Abrahám; óir is lé dia sciaṫa na talman: atá sé ar na árdughaḋ go ro mór.

## PSALM. 48.

Caintic agus Psalm do ċloinn Chórah.

IS mór an Tighearna, ⁊ is ionmholta go hanmhór a ccaṫraigh ar nDé, sliabh a naomhṫaċta.

2. Is breaghda a suidhiughaḋ, sólás na talman uile cnoc Sion, taoibh an tuaisceirt caṫair an Righ móir.

3. Is aithnid Dia ann a pálásaibh mar dídean.

4. Oir

4. Oir fáuċ do ċruinniġedar na Riġte, agus do ġabadar tort le ċéile a naimsir.

5. Do ċonċadar sin, agus dob iongantaċ leo, do bádar buaidirta, do ḋeitfriġedar orra.

6. Do ġab egla greim díob ansin, pian mar mnaoi ag breiṫ.

7. Brisioñ tú loingios Tharsis ris an ngaoiṫ a noir.

8. Do réir an neiṫe do ċualamar, marsin do ċoñcamar a ccaṫraiġ Thiġerna na slóġ, a ccaṫraiġ ar Ndé: daingneoċaiḋ Dia í go bráṫ.

9. Atámaoid ag feiṫiom ⁊ do ċineul graḋaċ, a Dhé, a lár do ṫempoill.

10. Do réir hanma a Dhé, is marsin atá do molaḋ go teoranniḃ na talman; atá do lám deas lán dfíreun-tas.

11. Dénaḋ sliab Sion gáirdeċus, bídis inġena Iúdah sólásaċ do ḃríġ do ḃreiṫemnusa.

12. Siubail timċioll Shion, ⁊ gab fá ccuáirt na timchioll, áirimh a tuir.

13. Comarṫaiġe go maiṫ a ballaḋa, aingciġ ⁊ a palásaiḃ, go ninnsiġe don ginealaċ (tiocfas) bur ndiáiġ.

14. Oir isé an Dia so ar Ndia go saoġal na saoġal; treórochaiḋ sé sinn go bás.

PSALM. 49.

Don ṗrimfer ceóil, Psalm mac Có-rah.

Eistniḋe so, a ḋaoine uile; éisdiġe sibsi, a uile áit-reḃṫaċa an domain:

2. An tísel, agus an ti-riol, an saiḋbir, agus an daiḋbir le ċéile.

3. Laiḃeóraiḋ mo ḃéul neiṫe glio-ca, agus smuáinniuġaḋ mo ċroiḋe io-maḋ egna.

4. * Claónfad mo ċluás ċum co-samlas: foisceolad ⁊ an ccláirsiġ mo ráḋ diamair. * Psal. 78. 2. Math. 13. 35.

5. Cred fá mbeiṫ egla orum a laéṫe a nuilc, an tan ṫiocfas sgeimh mo sál am ṫimċioll fá gcuáirt?

6. An drem ċuires a ndóṫċus io-na saiḋbrios, agus do ṁaoiḋeas asta féin a iomad a maóine.

7. Ní fuáisceolaiḋ duine ar aon-ċor a derbraṫair; ní ṫiubraiḋ a fuás-glaḋ do Dhia.

8. (Oir atá fúasglaḋ a nanma coimmórluáiġ sin, agus coisgfiḋ go bráṫ.)

9. Go maḋ héidir leis fós marṫain go bráṫ, ċor naċ bfaicfeḋ truáilleḋ.

10. Oir do ċí, go néugaiḋ daoine críoña le ċéile, an tamadán fós a-gus an duine brúidemuil go néugaiḋ siad, agus go bfágaid ag daoinib oile a saiḋbrios.

11. Siad smuáintiġṫe a ccroiḋe a ttiġṫe do marṫain go bráṫ, agus a náitreib ó ġinealaċ go ginealaċ: do beirid a nanmana féin ⁊ a ndúṫaiġ.

12. Aċt ní ḋénа an duine coimnuiḋe a nonóireus, is cosmuil é ris na hainmintib meṫas.

13. So a sliġe sé a néigcrionas é, agus taitnid a ráiḋte ris an luċt tig na ndiáiġ.

14. Cuirṫer a nifrionn iad mar ċaor-ċaib, iosfaiḋ an bás iad; biáiḋ uac-taránas ag an bfíréun orra ⁊ maidin, agus crionfiġer a mbreaġḋaċt a nif-rioñ, as a nionad coimnuiġe.

15. Acht saórfa Dia manamsa as láim ifriñ, óir glacfaiḋ sé ċuige mé go deimin.

16. Ná bíoḋ egla ort a nuáir do níṫer duine saiḋbir, a nuáir méuduiġ-ṫer glóir a ṫiġe.

17. * Oir an tan éugfas sé, ní bḟuiġe éinni leis, ní raċaiḋ a ġlóir si-os dá leanmain. * Iob. 27. 19

18. Bíoḋ gur bennaiġ sé a anam io-na beṫa, agus go molfaid tú, mar do ḋénas maiṫ duit féin.

19. Raċaiḋ sé go ginealaċ a aiṫreċ; ní ḟaicfiḋ solus go bráṫ. 20. An

20. An duine atá a nonóirmheas, agus nach ttuigionn, is cosmhail é ris na hainmhintibh imthighios sgeadh.

# PSALM. 50.

Psalm Asaph.

DO ráidh an Dia cumhachdach, a dubhairt an Tighearna, agus do ghoir an talamh ó éirghe na gréine go a fuineadh.

2. Amach as Sion, do lonnruigh Dia iomláine na sgéimhe.

3. Tiucfaidh ar Ndia, agus ni biáidh na thost: loisgfidh teine roimhe, agus biáidh anfa iomarcach na thimchioll fa gcuáirt.

4. Goirfidh sé cum na bhflaitheas ó a nuas, agus cum na talmhan do bhreith bhreithe ar a dhaoinibh.

5. Cruinnighe mo náomha chugam, noch do rinne cunnradh liom lé hiodhbairt.

6. Agus foillseochuid na flaitheas a fíreuntas, óir isé Dia féin an breitheamh.

7. Cluinidh, ó mo dhaoine, agus laibheoradh ó a Israel, agus do dhéan fiadhnuise orthsi; is misi Dia, do Dhiasa.

8. Ni dhéanadh himdheargadh ar son hiodhbartach, nó hofrálach loisge, noch do bhi ós mo chomhair a gcomhnuighe.

9. Ni ghéubhadh bulóg as do thigh, nó gabhar firionna as do mhanrachaibh.

10. Oir is liomsa a nuile bheathach na coilleadh, an tellach ar mhile cnoc.

11. Is aithne dham uile énlaith na sliabh, agus is liomsa beathuigh állta an mhachaire.

12. * Dá mbéinn ocrach, ni inneosainn orthsi: * óir is liomsa an domhan, agus a iomláine.

* Exod. 19. 5. Deut. 10. 14. Psal. 24. 1.
* Iob 41. 11. 1 Cor. 10. 26. 28.

13. A niosa mé feóil tharbh, no a nibhfe mé fuil na ngabhar bhfirionn:

14. Iodhbair moladh do Dhia, agus diol do mhóide ris an té is ró áirde.

15. Agus goir orumsa a ló a néigiontais, agus sáorfad tú, agus do bhéura tú glóir dham.

16. Acht ris an cciontach a deir Dia, cá mbeanann orthsi mo statuidighsi dfoillsiughadh, agus go ngéubhthá mo chunnradh ad bhéul?

17. * Agus fuathuighe tú smachtughadh, agus teilgfir mo bhriathra táobh siar diot. * Rom. 2. 21, 22.

18. Má chi tú gaduighe, ritfidh tú leis, agus atá do chuid rona leis na hadhaltranachaibh.

19. Do beirir do bhéul duirchóid, agus cumhduigh do theanga cealg.

20. Suighidh tú, agus labhruidh tú a naghaidh do dhearbhrathar; do beirir scannail do mhac do mhathar.

21. Na neitheisi do rinis, agus do bhi misi am thost, agus do sháoilis go mbéinn cosmhuil riot féin go hiomlán: ach do bhéur achmhusán ort, agus cuirfead na neitheisi a nórdughadh ós coinne do shúl.

22. Anois meabhruighe so, sibhsi noch dhearmadas Dia, deagla go réubfuinn sibh, agus nach biáidh fear bur ttárrthála.

23. An té iodhbras moladh, do beir sé onóir damhsa, agus an té órduighios a shlighe, taisbéanfadsa slánughadh Dé dhó.

# PSALM. 51.

Don priomhfhear ceóil, Psalm Dháibhi a nuáir tháinic * Nátan an fáidh chuige, tar éis é do dhul go Batsébah. * 2 Sam. 12. 1. & 11. 4.

DEuna trócaire orum, a Dhé, do réir do thrócaire móire: do réir ro iomaid do thruaighe scrios amach mainndlighthe.

2. Nigh mé ó mo chiontaibh go hiomlán, agus glan mé ó mo pheacadh.

3. Oir admhuighim mo chionta, agus atá mo pheacadh ós mo choinne a ccomhnuigh.

4. Ad

4. * As haghaidh amháin do peacaidh
*Romh. 3.4. mé, agus ad radharcsa do rinneas an
tolc: chum go bhfíorrighthear thusa ad
labhra, agus go rabhair fíorghlan
ad do bhreitheamhnus.
5. Féuch, is a bpeacadh do rugadh
mé, agus a gciontaibh do ghab mo
mháthair a mbroinn mé.
6. Féuch, iarrthaidh tú fírinne taobh a
stigh, agus a sechréid bfoillsigh tú
críonnas damhsa.
*Lebhit. 14. 6. 7.* Glanfaidh tú ó peacadh mé lé
Uibhr. 19. 18. hysóip, agus biad glan: nighfir mé,
agus budh gile mé ná sneachta.
8. Do bheir orum gáirdeachus, agus
lúathgháir do chlos, chum go ndéindis
na cnámha, noch do bhris tú, lúathgháire.
9. Foluigh haghaidh óm peacaidhibh,
agus scrios uáim mo chionta.
10. Cruthaigh ionnam croidhe glan,
a Dhé; agus athnuaghaidh ann mo mheadhón
spiorad iomlán.
11. Ná teilg mé sechad od fhiadh-
nuise, agus ná beir do spiorad náomh-
tha uáim.
12. Aisig dam gáirdeachus do shlán-
aighthe, agus congaimh súas mé le spio-
raid saoir.
13. Ann sin muinfidh mé do shlighe do
chiontachaibh, agus iompóchthar peacacha
chugadsa.
14. Sáor mé ó fhuil, a Dhé, Dia
mo shlánaighthe, agus foillseochaidh mo
theanga thfíreuntacht ós áird.
15. A Thighearna, foisgeola tú mo
phusuine, agus foillseochaidh mo bhéul do
moladh.
16. Oir ní iarrann tú íodhbairt, a-
gus go ttiubhrainn sin uáim: ní bhfuil
dúil agad a nofráil loisge.
17. * Is iad íodhbarta Dé spiorad
brisde: an croidhe brisde commbrúigh-
the, a Dhé, ní dhéunair tarcuisne.
18. Déun maith do Shion ó do dheagh-
thoil féin: cuir súas ballada Ieru-
salem.
19. Ann sin biaidh fonn agad a níodh-
bairt na fíreuntachta, a nofráil loisge,
agus a nofráil chnáoite go hiomlán:
ann sin do dhéanaid bulóga óga do thoir-
bhirt ar haltóir.

## PSALM. 52.

Don príomhfhear ceóil, Psalm teagaisg
Dháibhi: a nuáir tháinic * Doeg an
Tedomiteach, agus dinnis do Shaul, *1 Sam. 22. 9.*
agus a dubhairt ris, tháinig Dháibhi
go tigh Ahimelech.

Creud fá ndéun tú uáill a nolc,
a dhuine cumhachtaigh? maith
mait an Tighearna ar feadh
an laói.
2. Tionnsgnaidh do theanga urchóid
amhail ghéarsgian bhearrtha, ag oibriu-
ghadh go ceilgach.
3. Gráduighidh tú olc tar an maith,
bréga ós cionn labhairt go fíreunta.
4. Is ionmhuin leat gach uile bhriath-
ra urchóideacha, ó a theangaidh millteach.
5. Mar an ccéudna sgriosfaidh Dia
tú go bráth, agus bearraidh sechad tú,
agus tairrongfaidh tú as do páilliun,
agus beanfaidh do fréumha as talamh na
mbéo.
6. Do chífid an fíreun mar an
ccéudna, agus biaidh eagla air, agus do
dhéana gáire faoi.
7. Deuch an nduine nach déarna a neart
do Dhia, acht do chuir a dhóigh iona io-
mad saidhbhris, agus do neartuigh é
féin iona chiontaibh.
8. Acht misi mar chrann glas oilibh
a ttigh Dé, atá mo dhóigh a ttrócaire Dé
go sáoghal na sáoghal.
9. Molfad tú go síorruidhe, do bhrígh
go ndéarna tú sin, agus feitheamh mé ar
hainm, óir is maith é ós coinne do náomh.

## PSALM. 53.

Don phríomhfhear ceóil ar Mahalat, Psalm teagaisg Dháibhi.

* Psal. 14. 1. &c. Psal. 10. 4.
* Romh. 3. 10.

ADubhairt * an tamadán iona chroidhe, ni bhfuil Dia ann: truaillighe atáid siad, do nid éigceart aduathmhar, * ni bhfuil áonduine do ni maith.

2. Dfeuch Dia ó neamh ar chloinn adaim, dfeuchain an raibh aon do thuigfeadh, nó diarrfadh Dia.

3. Do chuáidh gach áon ar ccúl, atáid a néinfheacht truáillighe, ni bhfuil áonduine do ni maith, ni bhfuil fós áonduine.

4. A bhfuil fios oibrighthe urchóide gan eolus? noch itheas mo dhaóine mar itid arán, agus ni ghoirid ar an tTighearna.

5. Ann sin do bhi eagla orra le húamhan, mar nach raibh eagla; óir do sgaoil Dia a chnámhasan noch do rinne campa ad aghaidhsi; do náirigh tú iad do bhrigh gur diult Dia iad.

6. O dá ttugthaói slánughadh Israel amach as Sion: a nuáir iompochus Dia braighdeanas a dhaóine, do dhéana Iácob lúathgháir, agus Israel gáirdeachus.

## PSALM. 54.

Don phríomhfhear ceóil ar Neginot, Psalm teagaisg Dháibhi a nuáir thangadar na * Siphimigh, agus a dubhradar re Saul, nach bhfuil Dháibhi dá fholach féin ar bhfochair.

* 1 Sam. 23. 19. & 26. 1.



A Dhé, sáor mé led ainm, agus led neart bein breitheamhnus orum.

2. O a Dhé, éist mo ghuidhe, tabhair éisteacht do bhriathraibh mo bhéil.

3. Oir déirghiodar coigcrighe súas am aghaidh, agus iarruid lucht sáruighthe manam, nior chuireadar Dia ós a ccoinne.

4. Féuch, isé Dia mfear cabhartha, atá an Tighearna ris an lucht chothuighios manam.

5. Cuitheochaidh sé olc ris a ndroing bhíos ag foraire orum: scrios uáit iad ann tfirinne.

6. Do dhéana mé iodhbhairt duit go toileamhuil; molfad hainm, a Thighearna, óir is maith é.

7. Oir do sháor sé mé óm uile bhuáidhreadh, agus do chonnairc mo shúil mo naimhde.

## PSALM. 55.

Don phríomhfhear ceóil ar Neginot, Psalm teagaisg Dháibhi.

TAbhair éisteacht dom ghuidhe, ó a Dhé: agus ná folaigh tú féin óm ghearán.

2. Tabhair aire dhám, agus éist riom: do nim doilghios ann mo ghearán, agus do nim fuáim,

3. Tre ghuth na námhad, tre ainleatrom na bpeacach: óir do beirid urchóid orum, agus fuathighid mé a ndibhfeirg.

4. Atá mo chroidhe ar na ro piánadh ionnum: agus do thuiteadar úathbhása an báis orum.

5. Atá eagla, agus criothnughadh ar tteacht orum, agus dfolaigh úathbhás mé.

6. Agus a dubhras, ó nach bhfuil sciathán coluim agam! do dhéanuinn eitil, agus do bhéinn a suáimhneas.

7. Féuch, do rachuinn a bhfad ar seachrán, do dhéanuinn comhnuighe ann sa bhfásach.

8. Do dhéanuinn deithnios rem eulódh ón ngaoith nguáisaigh, agus anfaidh.

9. Scrios, a Thighearna, agus roinn a tteangtha: óir do chonnairc mé foiréigion agus

Psalm. 37. ... Math. 6. ... Luc. 12. ... 1 Pead. 5. 7.

agus impeṡan aṅsa chathrugh.
10. A ló agus a noiḋċe tigiḋ na timċioll air na ballaḋuiḃ: atá urċóiḋ agus doilġios iona meḋón.
11. Atá corbaḋ aṅ a lár: agus ní ḋealuiġion meabhal agus cealg re na sráidiḃ.
12. Oir ní námaid do imḋearg mé, aṅsin dfuilṅgiṅ a iomċar; níor árduiġ an té do fúatuiġ mé é féin am aġaiḋ, aṅ sin do raċuiṅ a bfolach air.
13. Acht tusa a ḋuine mar mo ṡamhuil féin, mo eoluiġe, agus mfear aitġnitais.
14. Do riṅeamar aráon comhairle milis, do ċuáḋmar a naóinfeaḋ go tiġ Dé.
15. Gabaḋ an bás sealb orra, tiaġaid siad go hifrioṅ béo: óir atáid uile iona ccomṫionól, iona meaḋón.
16. Eigfe mé ċum Dé, agus sáorfa an Tiġearna mé.
17. Tráṫnóna, agus air maidin, agus san meaḋon laói, do ḋéana mé urnaiġ, agus éiġfiod ós áird: agus cluinfiḋ seision mo ġuṫ.
18. Dfúasgail sé manam a siotċáin ón gcaṫ do bí am aġaiḋ: óir is re hiomad do bádar [ag cur] ċugam.
19. Cluinfiḋ an Dia láidir, agus do ḃéaraiḋ a núas iad, eaḋon an té atá aṅ ón tseanaimsir: ar a naḋbar naċ áṫruiġid, dá bríġ sin ní bioṅ eagla Dé orra.
20. Do ċuir sé a láṁa amaċ a naġaiḋ an lusa do bí a siotċáin ris: do bris sé a ċuṅraḋ.
21. Bá bláiṫe briaṫra a béil ná im, aċt do bí cogaḋ iona ċroiḋe: bá buige a focail ná ola: giḋeaḋ bá cloiḋmhte tarrngṫe iad.
*Psal. 37. 5. Math. 6. 25. Luc. 12. 22. 1 Pead. 5. 7.
22. *Teilg do ṁuirigin air an TTiġearna, agus coṫoċuiḋ sé tú; ní ḟuileonguiḋ sé an fireun do ċorruġaḋ go bráṫ.
23. Acht tusa, a Dhé, ḃéaras sios iad go poll an báis; ní ṁairfid daoine fuilteaċa [nó cealgaċa leṫ a láeṫeaḋ; aċt biáiḋ mo ḋóiġse ionadsa.

## PSALM. 56.

Don priṁfear ceóil air Ionat-Elim-Reċhocim, Psalm órḋa Dháibi, a nuáir do ġabadar na * Philistinig é a Ngát. *1 Sam. 21. 11.

Bi trócaireach dam a Dhé, óir do ṡluigfeaḋ duine súas mé; air feḋ an laói ag caṫugaḋ do ḃrúġfeaḋ mé.
2. Do ṡluigfidis mo naiṁde mé air feḋ an laói, óir atá iomdo ag caṫugaḋ am aġaiḋ, ó tusa is ro áirde.
3. A nuáir biás eagla orum, biáiḋ mo ḋóiġ ionadsa.
4. A Ndia ṁolfas mé a ḃriaṫar; a Ndia ċuirim mo ḋóiġ, ní biáiḋ eagla orum creḋ do ḋéanas feóil orum.
5. Ar feḋ an laói ṡáisgid mo ḃriaṫra; atáid a smuaintiġe ċum uile am aġaiḋ.
6. Cruiṅiġid iad féin ar áonball: folċaid iad féin; comharṫuiġid mo ċoiscéimiġe a nuáir bid ag feiṫe ar manam.
7. An raċaid siad as ar son a nurċóide? aṅ ḟeirg isliġ na daoine, a Dhé.
8. Comáirmioṅ tú mo sheaċrán, cuir mo ḋéora aṅ do ḃuidéul; naċ bfuilid aṅ do leabar?
9. Aṅsin fillfiḋtear mo naiṁde air a nais, a nuáir ġairfiod, atá a fios so agam; óir atá Dia air mo son.
10. A Ndia ṁolfad a ḃriaṫar: aṅsa Tiġearna ṁolfad a ḃriaṫar.
11. A Ndia ċuirfeaḋ mo ḋóiġ, ní biáiḋ eagla orum creḋ do ḋéanas duine orum.
12. Atáid do ṁóiḋe orum, a Dhé; toirbeoruiḋ mé molta ḋuit.
13. Oir dfúascail tú manam ó bás: naċ [sáorfa tú] mo ċosa ó leagaḋ, ċum go siubola mé go dioṅgmalta a laṫair Dé a solus na mbéo?

## PSALM 57.

Don ṗrimḟear ceóil Al-taschit, Psalm órda Dháibi,* a nuáir do ṫeiṫ ó la-ṫair Shaul a steaċ san nuamhaiġ.

*1Sam.24.1.

AI trócaireaċ dam, a Dhé, bi trócaireaċ dam: óir is ionadsa atá dóiġ manma, agus a sgáile do sgiaṫán biaidh mo dóiġ, nó go ndeaċaid na huilc-si ṫorum.

2. Eiġfe mé ċum Dé is ro áirde, ċum an Dé noċ ċoimlíonus a nuile ni damsa.

3. Cuirfid sé ó flaiṫeamhnus, agus sáorfa sé mé, do ḃeir sganail don té noċ do sloiġfeaḋ suas mé; cuir-fid Dia a ṫrócaire, agus a fírinne [ċuġam.]

4. Atá manam a measg leoman; luiġim a measc druinge atá re teinid, ġoon clann na ndaoine dar ġáete agus soiġde a bfiacla, agus gur cloidṁte ġéura a tteangṫa.

5. Bí ar hárduġaḋ ós cionn na bflaiṫeamhnus, a Dhé, do ġlóir ós an ttalam uile.

*Psal. 7.16. & 9. 15.

6. * Dulluiġeadar líon a cceimeann mo ċoiscéimiġ; do ċlaon manam síos: do ṫoċladar log romam, do ṫuiteadar féin iona meaḋón.

*Psal.108.1. &c.

7. *Atá mo ċroiḋe ullam, a Dhé, atá mo ċroiḋe ullam; canfad, agus do dhéanad molaḋ.

8. Músgail, ó mo ġlóir, múscail a saltraca, agus a ċláirseaċa, músg-eola mé go maidin.

9. Molfad tú a measc na ndaoine, a Thiġearna; canfad duit a measg na gcinedaċ.

*Psal. 36. 6. & 108. 4.

10. * Oir is mór do ṫrócaire go nuige na neaṁa, agus ṫfírinne go nuige na néulla.

11. Bí ar hárduġad ós cionn na bflaiṫeas, a Dhé, do ġlóir ós cionn na talman uile.

## PSALM 58.

Don ṗrimḟear ceóil, Al-taschit, Psalm órda Dháibi.

AN labartaoi ceart da rírib, a ċoimtionól? a ndéantaói breiṫeamhnus go díreaċ, sib-se a ċlann na ndaoine.

2. Agsed, a ccroiḋe oib-riġṫi uircóid, ansa talam ċomṫro-maid foiréigion bur lám.

3. Do niḋ na ciontaiġ coimṫiġiḋ diob féin ón mbroinn, tiagaid ar seac-rán ón mbolg ag labairt bréug.

4. Is cosṁuil a nim re nim naiṫ-reaċ nime: is cosṁuil iad re hadar boġar noch druidios a ċluas:

5. Noch naċ éistfe re guṫ na ndruaġ, ag cleaċtaḋ a ndraoiḋeaċta go glic.

6. A Dhé, brís a bfiacla iona mbéul; brís amaċ fiacla móra na ndíogleoman, a Thiġearna.

7. Leaġaidis amhuil uisge, noċ ri-ṫios go dian a ccomnuiġe: a nuáir measas sé a saiġde do ċaiṫeaṁ, bi-ḋis mar budh ġearrṫa na mbloiḋib.

8. Mar leaġas an seilide, amhluiḋ sin tiaġaid a muġa: mar toirrṫios a-nabuiḋ mná, go naċ bfacaid an ġrian.

9. Ní is doiċe ná moiteoċus bur bpotuiġe na deilg, comṁait an beó a-gus an crion, buáidirfid an tansa é. *Psal. & 73. 1 & 4. 7.

10. Do dhéana an fíréun lúaṫġáire, an tan ċífios an dioġaltas; nighfe a ċosa a bfuil na neimdiadaċ.

11. Agus a déara duine, go deimin atá toċar ag an bfiréun; go deimin atá Dia do ni breiṫeamhnus ar an tta-lam.

## PSALM 59.

Don ṗríomhḟear ceóil, Altaschit. Psalm órḋa Dháibi: *a nuáir do ċuir Sául dronġ úaḋ do ċoiméad fir ⁊ a tiġ, dá marbaḋ.

*1 Sam. 19. 11.



Sáor mé óm naimhdibh, a Dhé; ón luċt éirġios súas am aġaidh bisi do dídean dam.

2. Sáor mé ó luċt oibriġṫe na hurċóide, agus coimhéd mé ó ḋaóinibh fuilteaċa.

3. Óir éġna atáid ag luiġeaċán ⁊ manam; cruinniġid na cumaċtaiġ a naóinfeaċt am aġaidh; ní ar son mo sáruiġṫe, ní ⁊ son mo peacaiḋ, a Thiġearna.

4. Riṫid gan ċion ⁊ biṫ dom ṫóiḃse, agus ullmhuiġid iad féin: éiriġsi súas do ṫeagmáil lem, agus dearc.

5. Agus tusa, a Thiġearna Dia na slóġ, Dia Israel, múscail dfeuċain na ccinedaċso uile; ná bi grásamhuil dóibh uile, noċ oibriġios urcóid go mealltaċ.

6. Fillid tráṫnóna, do níd fuáim amhuil madraḋ, agus imṫiġid fa ccúairt a dtimċioll na caṫraċ.

7. Féuċ taisfénid re na mbéul, atáid * cloidhmṫe iona bpusaibh; óir cia ċluin?

*Psal. 10. 11. & 73. 11. & 94. 7.

8. Acht tusa, a Thiġearna, do ḋéana magaḋ orra, do ḋéana tarcuisne ⁊ na geintibh uile.

9. Do briġ a neartsion do ḃfuradhra ⁊ ortsi; óir is tusa, a Thiġearna, mo dídean.

10. Tiucfaiḋ mo Dhia grásamhuil romham; do ḃéara Dia dam [mo mian] dfaicsin ⁊ mo naimde.

11. Ná marb iad, deagla go ndearnad mo ḋaoine dearmad; sgaoil iad re do ċumaċdaibh, agus tabair a núas iad, a Thiġearna ar sciaṫ.

12. Ar son peacaiḋ a mbéil, briaṫra a bpusin, gabṫar iad ann a nuabar! agus ar son a mallaċṫe, agus a mbréug noch labhraid.

13. Díoṫlaiṫrig a bfeirg iad, díoṫlaiṫrig, go naċ béid ann: agus biodh a fios aca go bhfuil Dia ag riaġlaḋ ann Iacob go ṫeorannaiḃ na talman.

14. Agus fillidis tráṫnóna, agus taisfénidis amhuil madraḋ; agus imṫiġdis fá ccuáirt na caṫraċ.

15. Bídis ar seaċrán síos agus súas dearbhaid bíḋ; agus bídis ag iomrádh muna bfaġaid a riar.

16. Aċt canfa misi dot neartsa, agus luaṫġáirfeḋ ar do ṫrócaire gaċ maidin; óir bá tú mo ċoimhéd, agus mo dídean a ló mo ṫrioblóide.

17. O mo neart, ḋuitse ċanfas mé: óir isé Dia mo dídean, Dia mo ṫrócaire.

## PSALM 60.

Don ṗríomhḟear ceóil ⁊ Shushan-Edut, Psalm órḋa Dháibi ċum teagaisg, an tan do * ṫroid sé ré Aram ó Mhesopotamia, agus re Aram ó Shóbah, an tan dfill Ioab, agus do marb do Edom dá mhíle déug a ngleann an tsalainn.

*2 Sam. 8. 13. 1 Croin. 18. 3.



A Dhé, * do ċuir tú díot sinn; do bris tú sinn, do bí fearg ort; iompóiġ tú féin ċugainn a ris.

*Psalm. 44. 9.

2. Thugais ⁊ an ttalamh criotnuġaḋ, agus do brisis é; leiġis a bfearnaḋa, óir atá sé ⁊ criṫ.

3. Do ṫaisbéin tú ní cruáidh dot pobal, ṫugais oruinn fion an meisgeṫe dól.

4 Thugais bratach don luċt agá bfuil heagla, dá noċtaḋ ⁊ son na fírinne.

5. * Chum go sáorfuiḋe haóis gráḋa: sáor led láimh deis, agus cluin misi.

*Psal. 108. 6, &c.

6. Do

6. Do labhair Dia iona naomhthachd, biadh lúathgháirech; roinnfed Sechem, agus toimheosad glenn Sucot.

7. Is leamsa Gilead, agus is leam Manasseh; sé Ephraim fós neart mo chinn, Iudah mo dhligtheoir.

8. Moab mo phota ionnlaid; teilg-fiod mo bhróg tar Edom; a Phalestina, déan caithréim ós mo chionn.

9. Cia bhéaras mé gus an ccathraigh ndaingin? cia threoróchus mé go hEdom?

10. Nach déana tusa * a Dhé, noch do chuir díot sinn? agus nar báill leat dul amach,* a Dhé, ré ar sluáighte.

*Psal. 44.10. & 108. 11.

11. Tabhair furtacht dhúinn ó bhuaidhreadh: óir is díomhaoin cabhair an duine.

12. A Ndia do dhéanam gaisge, agus sailteoraidh sé síos luchd ar mbuaidhearta.

## PSALM. 61.

Don phrimhfhear ceóil air Neginot, Psalm Dháibi.

1. Eisd mo chomhghair, a Dhé, tabhair aire dom ghuidhe.

2. O theoraibh na talmhan éighfiod chugadsa, a nuair bhios mo chroidhe fa thuirse; treóraigh mé chum na carraige is áirde ná mé.

3. Oir do bhí tú ad fhasgadh agam, ad thor láidir ó aghaidh na námhad.

4. Do dhéanad comhnaighe ann do thabernacail go bráth: biaidh mo dhóigh a ccaoimh do sciathán.

5. Oir do chuala tusa, a Dhé, mo mhóide: tugais oighreacht don druing aga bhfuil eagla hanma.

6. Cuirfidh tú laéthe a ccionn laéthe an Righ: biaidh a bhliadhna mar do bhiath iomad ginealach.

7. Do dhéana sé comhnaighe choidhche as coinne aighthe Dé; ullmhaigh trócaire agus firinne, noch choiméadfas é.

8. Marsin chanfas misi psalm chum hanmasa go bráth, do choimhlionadh mo mhóide go laéthemhail.

## PSALM. 62.

Don phrimhfhear ceóil, do Ieduthun, Psalm Dháibi.

Tá fós manam ag feitheamh amháin ar Dhia, noch ó bhfuil mo shlánughadh.

2. Isé fós mo charraig agus mo shlánughadh; mo dhídean, ní chorrochthar mé go mór.

3. Cá fad bheithí ag smuaintiughadh ó chroidhe a nagaidh duine? marbhfaighthear sibh uile: [beithí] mar balla claon, mar fál trasgartar síos.

4. Amháin do níd comhairle eision do chur síos ón onóir: dúilighid a mbréig, beannuighid re na mbéul, agus mallaighid re na gcroidhe.

5. Gidheadh, ó manam, comhnaigh a Ndia amháin: óir is uadhsan atá mo dhóthchus.

6. Is eision amháin mo charraig, agus mo shlánughadh; is é mo dhídion, ní chorrochthar mé.

7. A Ndia atá mo shlánughadh, agus mo ghlóir: carraig mo neirt, a Ndia atá mo dhóigh.

8. Cuiridh bhur ndóigh ann a ccomhnaighe; sgaoilidh a dhaoine, dóirtighe amach bhur ccroidhe dá láthair: isé Dia is dídion dhúinn.

9. Go deimhin is díomhaoineas clann na ndaoine uirisiol, is bréug clann na ndaoine móra; ar na ccur a nionnmhas a meadhaibh, is éttroime iad ná an díomhaoineas.

10. Ná cuiridh bhur ndóigh a sárughadh, agus a sladaigheacht ná bithí díomhaoin: an tan fhásas saidhbhrios, ná cuiridh bhur ccroidhe air.

11. Do labhair Dia aonuáir: fá dhó chuala mé so, gur ré Dia bhenas cumhasa.

12. Mar

12. Mar an ccéadna is leatsa, a Thighearna, trócaire; * óir do ḃéaraidh don duine do réir a oibre.

* Iob. 34. 11. Seanraite. 24. 12. Ier. 32. 9. Ezech. 7. 27. Math. 16. 27. Romh. 2. 6. 2 Cor. 5. 10. Eph. 6. 8. Col. 3. 25. 1 Pead. 1. 17. Taisbean. 22, 12.

---

## Psalm. 63.

Psalm Dháibhi a nuáir do ḃí sé a bfásaċ Iúdah.

A Dhia, is tú mo Dhiasa: sirfe mé ṫú go moċ; atá manam tartmhar ċugad, atá mfeóil mianmhar ċugad, a ttalaṁ ṫirm ṫartmhar mar naċ bfuil uisgeḋa:

2. Dfaicsin do ċumaċ, agus do ġlóire, mar do ċonnairc mé ṫú annsa tsanctóra.

3. Oir is fearr do ċinéul grádhaċ ná beaṫa: molfa mo ḃéul ṫú.

4. Marso beinneoċad ṫú an feaḋ mḃeaṫa, ann tainm tóigfiod súas mo láṁa.

5. Sáiseoċtar manam mar budh le méuṫus, agus le smior: agus re prisinibh gáirdeaċa molfas mo ḃéul ṫú:

6. A nuáir ċuimnigim ort ar mo leabaiḋ, agus annsa noiḋċe faire mar smuáinim ort.

7. Do ḃríġ go rabhais mar ċabhair agam, agus do ḋéana gáirdeaċus a sgáile do sciaṫán.

8. Agus an luċt iarrus manam ċum a millte, raċaid annsna cooċaibh is ísle don talaṁ.

10. Dóirtfiġter a bfuil ris an ccloiḋeaṁ: béid na ccuid rosna ag sionnċaibh.

11. Agus do ḋéna an Ríġ lúaṫġáir a Ndia, do ḋéna gaċ áon mionnuiġeas triḋsion, glóir; óir dúnfaiḋear béul na ndaoine do ní bréuga.

## Psalm. 64.

Don ṗríṁfear ceóil, Psalm Dháibhi.

Eisd mo ġuṫ, a Dhé, am urnaiġ; ó eagla na náṁad dídin mo beaṫa.

2. Folaiġ mé ar ċomhairle sicréidiġ na ndroċdaóine, ó ċogar lucta oibriġṫe na huṁċóide.

3. * Noċ do ġéuraid a tteanga mar ċloiḋeaṁ; do ḋírġid a soiġde, eadhon focail searba: • Psal. 11. 3.

4. Do ċaiṫeaṁ a nfirein go folaiġṫeaċ: caiṫfid go hobann é, agus ní biáid eagla orra.

5. Meirsnigid iad féin a ndroċċúis; comráidid fá lionta dfolaċ, a deirid, cia ċifios iad?

6. Spionaid amaċ ċlaonċert, coimlionaid cúarṫugaḋ diṫċiollach mar áon a meaḋon gaċ nduine ar leiṫ; agus re croiḋe doṁain.

7. Acht caiṫfid Dia iadsan le soiġid, biáid siád loiṫiġe go hobann.

8. Agus do ḃéuraid fa deara a tteanga féin tuitim orra: teiṫfiġ gaċ duine ċifios iad.

9. Agus biáid eagla ar a nuile duine, agus foillseoċaid obair Dhé; agus do ḃéuraid ar a ġníomhsan do ṫuigsin.

10. Do ḋéna an fíréun lúaṫġáir annsa Tiġearna, agus cuirfe a ḋóiġ ann, agus do ḋéanaid a nuile díreaċ a ccroiḋe glóir.

---

## Psalm. 65.

Don ṗríṁfear ceóil, Psalm nó caintic Dháibhi.

A Dhé, is duitse is dúal molaḋ a Sion, agus is duitsa díolfar an móid.

2. Thusa noċ éisdeas re húrnaiġ, ċugadsa ṫiucfas a nuile feóil.

3. Do

3. Do rugadar neiṫe ligceirt buaiḋ am aġaiḋ; sgagfa tusa ar sáruiġṫe.

4. Is sona an té ṫoġas tú, agus do ḃeirir a ngar; do ḋéna sé comnuiġe ann do ċúirtib: sáiseoċtar sinne re neiṫib maiṫe do ṫiġe, do ṫeampuill naoṁṫa.

5. Re neiṫib uaṫḃásaċa ḟreagrus tú sinn a bfírinntaċ, a Ḋhé ar slánaiġṫe, dóċus uile ċeóranna na talṁan, agus na fairge, noċ atá bfad uainn.

6. Noċ ḋiongṁalas na sléibte re na neart, agus é ar na ṫimċiollugaḋ ré cuṁaċta.

7. Noċ ṡuáimniġios fuáim na fairge, fuáim a ttonn, agus commbuáiḋreaḋ na ndaoine.

8. Agus an luċt áitreabus ann sna ceóranuiḃ is faide uaiḋ, biáiḋ eagla red ċomarṫaiḃ orra; do ḃeanair ꝫ dul amaċ na maidne, agus an traṫnóna lúaṫġáir do ḋéanaṁ.

9. Thig tú dfeuċuin na talṁan, agus fliuċa tú é: cuirfir a saiḋbrios go mór é re habuinn Dé lán duisgeóuiḃ: ulluṁuiġiḋ tú dóib arbar, a nuáir so-láṫrus tú é.

10. Cuire tú uisge ꝫ a iomairiġib go líonṁar: suiġe tú a eitriġeaċ; do ḋéanꝫ bog é ré ceaṫaib, beinneoċair a ṁaoṫáin.

11. Cuiriḋ tú coróin ar an mbliaḋain red ṁaiṫ, agus silfiḋ do ċasáin méaṫus.

12. Silfiḋ ar inbior a nfásuiġ, agus béiḋ na cnoic lúaṫġáireaċ fa ccuairt.

13. Atáiḋ na hinnbir ṡluiġṫe re treóduib, agus na gleanta a bfolaċ ré harbar: béiciḋ lé lúaṫġáir, agus fós canuiḋ.

## Psalm. 66.

Don ṗríṁ ḟear ceóil, cainticc nó Psalm.



Déanuiḋ fuáim lúaṫġáireaċ do Ḋia, a ṫíorṫa uile.

2. Canuiḋ ré salmuibh glóir a anma: tabruiḋ glóir dá ṁolaḋ.

3. Abruiḋ ré Dia, créd é húaṫbásuiġeas ann hoibriḃ? tre ṁéd do neirt do ḋéanaiḋ do naiṁde umla bréige duit.

4. Cláonfuiḋ an talaṁ uile iad féin duit, agus canfaid salm duit, canfaid salm dot ainm.

5. Tigiḋ agus féuċuiḋ oibreaċa Dé: is uaṫbásaċ é tre na ġníoṁ ꝫ ċloinn na ndaoine.

6. Doṁfóiġ sé a nfꝫge a bfearann ṫirim: do ċúadar dá gcois tríd a nabuinn; ann sin do rinneamꝫne lúaṫġáir ann-san.

7. Riaġluiḋ sé re na neart go bráth, do ċíḋ a ṡúile na cineaḋaċa; ní áirdeoċuiḋ na heasáontuiġ iad féin.

8. Beannuiġiḋsi a poibleaċa ar Ndiane, ⁊ tugaiḋ fa deara guṫ a ṁolta do ċluinsion.

9. Noċ congṁus ar nanam béo, agus naċ ttug ꝫ ar ccois corruġaḋ.

10. Oir do ḋearbuiḋ tú sinn, a Ḋhé: do ṫeastuiḋ tú sinn do réir ṫeastuiġṫe a nꝫgid.

11. Thug tú a steaċ san líon sinn: do ċuir tú cumhgaċ ꝫ ar leasraċaib.

12. Thug tú ꝫ ḋaoinib marcuiġeas do ḋéanaṁ ꝫ ar gceann: do ċuamar tríd ṫeine agus uisge, as do ṫugaisse amaċ sinn go hionad ṡaiḋbir.

13 Raċad a steaċ ann do ṫiġ re hioḋbarṫaib loisge, coiṁlíonfad duitsi mo ṁóide,

14. Noċ do aḋṁuiġ mo ṗuisine, agus do labꝫ mo béul a nuáir do bí aimgar oram.

15. Iod-

15. Ioḋbarṫa loisge méiṫ-ḟellṫ toirḃeórad ḋuit, ré húsga reiṫeaḋ: do ḋén na ḋaiṁ réiḋ, agus na gabhair ḟirionna.

16. Tigiḋ, éisdiḋ uile ler beagal Dia, agus ineosad cred do riñe sé ar son manma.

17. Chuirfeas do ġoirfeas rem béul, agus do hárduġaḋ é rem ṫeangaiḋ.

18. Má ċim urċóid am ċroiḋe, ní ċluinfiḋ an Tiġearna.

19. Acht go deimin do ċualaiḋ Dia [mé], ṫug sé aire do ġuṫ murnaiġ.

20. Go maḋ beannuiġṫe Dia nar ḋiúlt mo ġuiḋe, agus nar ḟill a ṫróċaire uáim.

---

# PSALM. 67.

Don ṗríomh-ḟear ceóil ar Neginot, Psalm agus caintic.

Go raiḃ Dia tróċaireaċ ḋúinn, agus go mbeannuiġe sé sinn, agus deálraḋ sé a aġaiḋ orruinn.

2. Ionnus go naiṫeantar do sliġe ar an ttalaṁ, do slánuġaḋ a measc na nuile ċineaḋaċ.

3. Molaiḋis na poibleaċa ṫú, a Ḋhé, molaiḋis na poibleaċa uile ṫú.

4. Do ḋénaiḋ na ciniḋaċa lúaṫġáire, agus béiḋ gáirdeaċ; óir do ḋénair breiṫeamnus ar na daóinib go ceart, agus treórocheair na ciniḋaċa ar talaṁ.

5. Molaiḋis na poibleaċa ṫú, a Ḋhé: molaiḋis na poibleaċa uile ṫú.

6. Do ḃéaruiḋ an talaṁ a ḃiseaċ, beanneoċaiḋ Dia ar Ndia sinn.

7. Beanneoċaiḋ Dia sinn, agus biáiḋ eagla air uile ṫeórannaiḃ na talṁan.

# PSALM. 68.

Don ṗríomh-ḟear ceóil Psalm agus caintic Ḋháiḃi.

* Eirgioḋ Dia, agus scáiṗeadh a naimde: agus teiṫidis an luċt ḟuaṫuiġios é, ó na aġaiḋ.

* Uibhr. 10. 36.

2. Mar tiomáintear deataċ scaċaḋ, mar sin tiomáinse scaċaḋ iad: mar leaġas céir ós coiṁe teineaḋ; mar sin meaṫaiḋis na cionntuiġ a bḟiadhnuise Ḋé.

3. Acht biḋis na fíréin lúaṫġáireaċ, déindis gáirdeaċus ós coiṁe Ḋé, agus biḋis meanmnach lé lúathgáire.

4. Canuiḋ do Dia, canaiḋ psalm dha ainm: árduiġiḋh an té do ní marcuiġheaċt ar na flaiṫis re na ainm Iah, agus déanuiḋh gáirdeaċus ós a coiṁe.

5. Isé Dia aṫair na ndilleachṫ, agus breiṫioṁ na mbaintreabach, a nionad comnuiḋe a náomthachta.

6. Cuiriḋ Dia an tuáignech a tteaglaċ: do ḃeir amaċ an drong bhios ceangailte lé slabraḋuiḃ, aċt do niḋ na méirlig comnuiġe a ttalaṁ tirim.

7. A Ḋhé, a nuáir do ċuaiḋ tú amaċ roiṁe do ṗobal, a nuáir do ċuaiḋ tú ar haġaiḋ go gaiscemhuil san ḋíoṫram,

8. Do ċriothnuigh an talamh, do silead ar na flaithemhnuis ó aġaidh Ḋé, Sinai féin ar aġaiḋ Ḋé, Dia Israel.

9. Do ṡil tú fearthuinn ṫiodhlaicṫeaċ anuas, a Ḋhé, do ċomḋaingnis tú hoiġreaċt an tan do bí sí tuirseach.

10. Do bí do ċoiṁṫionól na ccomnuiḋe innte; do ḋaingniġ tú sin do réir do ṁaiṫeasa do na boċtaibh, a Ḋhé.

11. Thug an Tiġearna focal don tṡluáġ, bá mór an baña do ṡoisgéul é.
12. Teiṫid Riġṫe ṡluáġ, teiṫid: aguṡ roiṁe ṡiṡi noċ ċomnuiġioṡ a ṡtiġ, a ndáil.
13. Bíoḋ gur luiġioḃ a measg na mbráiṫreaḋ, beiṫi mar ṡciaṫáin colum ar na bfolaċ lé hairgiod, aguṡ a cleitiġ ré ór buiḋe.
14. A nuáir do ṡgaoil an tuile-ċumaṡaċ Riġṫe ann a ṡonṡa, do ḃí ṡí mar ṡneaċta a Salmon.
15. Cnoc Dé, cnoc Báṡan; cnoc árd cnoc Báṡan.
16. Créd fá lingthi, ṡibhṡi a ṡléibte árda? an cnocṡo bá mian lé Dia comnuiġe do ḋénam ann, biáidh an Tighearna na ċomhnuiġh ann go bráṫ.
17. Atáid carbaid Dé fiċċe míle daingliḃ: atá an Tiġearna na measc aṅṡa náiṫ náoṁṫa Sinai.
* Eph. 4. 8. 28. * Do ċuáiḋ tú ṡuáṡ ar árd, ṫugaiṡ braiġdeanaṡ a mbraiġdeanaṡ leaṡ, do ġaḃ tú tioḋlaicṫe ar ṡon daoine: aguṡ fóṡ ar ṡon na meirlech, ċum comnuiḋe na measc, a Thighearna Dia.
19. Go maḋ beannuiġ an Tiġearna, noċ ṫeomuiġioṡ ṡinn go laeṫeaṁuil, Dia ar ṡlánuiġṫe.
20. Iṡé ar Ndiaṅe Dia ar ṡlánuiġe; aguṡ ré Dia an Tiġearna [beanaid] ṡliġṫeċ an báiṡ.
21. Loitfiḋ Dia go deiṁin ceann a naṁad, aguṡ cloigioṅ ġruágaċ an té ṡiublaṡ do ġnáṫ iona peacaḋ.
22. A duḃairt an Tiġearna, ó Báṡan do ḃéaraḋ a riṡ, do ḃéaraḋ [ṫuṡa] a riṡ ó ḋoiṁaiġin na fairge:
23. Go ttumṫuiġ do ċoṡ a bfuil, teangṫa do ṁadraḋ [a bfuil] do náṁaḋ.
24. Do ċoṅcadar himṫeaċta, a Dhé; imṫeaċta mo Dhé, mo Riġ aṅṡa tranc-tóra.
25. Do ċúadar na cantaireaḋa a ttoṡaċ, na ndiáiġ ṡin an luċt ṡeanma ann a ndruiġ; iona meaḋón na maiġdiona óga ag bualaḋ tábur.
20. Beannuiġṡi Dia aṅṡna coṁḋáluiḃ, an Tighearna ó ṫhiobraid Iṡrael.
27. Aṡin Beniamin beag a nuaṡa-rán, prionnṡuiġe Iúdah, aguṡ a ccomṫionól, prionnṡoiġe Sebulon, ⁊ prionnṡoiġe Naphtali.
28. Daiṫin do Dhia féin do neart; neartuiġ, a Dhé, an ni ṡin noċ do oibriġ tú dúinne.
29. Ar ṡon do ṫeampuill ann Ierusalem do ḃéuraid Riġṫe tioḋlacaḋ ċugad.
30. Imdeaguiġ beaṫaċ an ġiolcuiḋ, élba na ttarḃ láidir maille ré láoġaiḃ na ndaoine, nó go numluiġe ṡé é féin ré pioṡuiġiḃ airgid: ṡgaoil ó ċéile na daoine agá bfuil dúil a ccogaḋ.
31. Tiocfaid prionnṡuiḋe aṡ a Negipt, ṡinfiġ Etiopia go hobann a láma amaċ do Dhia.
32. Canaiḋ do Dhia, a ríoġaṡa na talmain, canaiḋ ṡailm don Tiġearna.
33. Don té do ni marcuiġeaṡ ar neaṁuiḃ na neaṁ ón tṡeanaimṡir: féuch do beir ṡé a ġuṫ, guṫ neartmar.
34. Tugaiḋṡi neart do Dhia, noċ agá bfuil a oirdeacuṡ ar Iṡrael, aguṡ a bfuil a neart a bflaiṫeaṁnuṡ.
35. Iṡ uaṫbáṡaċ ṫuṡa, a Dhé, amaċ aṡ háiṫiḃ naoṁṫa; ṡé Dia Iṡrael do beir neart, aguṡ cumaṡa don pobal: go má beannuiġ Dia.

---

## PSALM. 69.

Don priṁfear ceóil ar Shoṡanim, Pṡalm Dháibi.



Saor mé, a Dhé, óir tangadar na huiṡgeaḋa go nuige manam.
2. Do ṡluigeaḋ mé a lábán roḋoiṁuin, mar naċ bfuil ionad ṡeaṡta: táinig mé go doiṁne na nuiṡgeaḋ, aguṡ tá an ṡruṫ ag dul toram.
3. Atáim toirṡeċ óm ċomarcuiḃh; do tiormuiġheaḋh mo ṡcórnach, do failliġ-

fannuiġeadar mo ṡúile tre ṁfoirfeiṫeaṁ re mo Ḋhia.

4. Do líonadar ós cionn ġruáige mo ċinn an luċt agá bfuil fúaṫ orum gan ádbar. Is cumaċtaċ an luċt ré ar mian mo ḋíoṫlaiṫriuġaḋ ar mbeiṫ na naimde agam go héagcóraċ: ainsin ḋaisiġ mé an ní nar ḟuadaiġios.

5. A Ḋhé, is aiṫne ḋuitse mo leime, agus ní bfuil mo ċionta a bfolaċ ort.

6. An drong atá ag feiṫioṁ ortsa, a Ṫiġearna Dia na slúaġ, ná claóidtear iad; ná bíoḋ náire orra re mo ṡonsa an drong iarrus tusa, a Ḋhé Israel.

7. Do briġ gur iomċuir mé scanail ar do sonsa: atá maġaiḋ a bfolaċ lé náire.

8. Do rinneaḋ coiṁṫiġeaċ ḋíom dom ḋearbráiṫrib, agus eaċtrannach do ċloinn mo ṁaṫar.

9. * Oir a ḋuáiġ éd do ṫiġe-si súas mé: * agus do ṫuit aċṁusán na druinge do scannluiġ tú orum. *Eoin 2.17. *Romh. 15.3.

10. Agus do ġuil mé, agus do bí manam a ttroſgaḋ; agus do cuireaḋ sin a cceann mo scannlaċ

11. Agus do rinneas mo ċulaiḋ do ṡaicéadaċ, agus do bí mé am ṡeanḟocal acasan.

12. Agus do labradar an luċt ṡuiḋios annsa ġeata am aġaiḋ; agus an luċt ibios deoċ láidir, do rinneadar abrán orum.

13. Acht misi, atá mo ġuiḋe ċugadsa, a Ṫiġearna, a nam iongabála; a Ḋhé, do réir ro iomad do ṫrócaire cluin mé, a bfírinne do ṡlánaiġṫe.

14. Sáor mé as an lataiḋ, agus ná léig mo ḋul a níoċtar; sáoṫrar mé ó luċt mfuaṫaiġṫe, agus as doiṁne na nuisgeaḋ.

15. Ná léig do ṫuile na nuisgeaḋ dul ós mo ċionn, agus ná léig do naiġéan mo ṡlugaḋ, agus ná léig don poll a béul do ḋruid orum.

16. Cluin mé, a Ṫiġearna, oir is maiṫ do ċinéul ġráḋaċ: do réir iomad do ṫrócaire ceana féuċ orum.

17. Agus ná foluiġ haġaiḋ ód ṡeirbíseaċ, óir a táim a mbuaiḋreaḋ: éisd na deiṫfir dom éisdeaċt.

18. Druid a ngar dom anam, fúasgail é, sáor mé do briġ mo náṁad.

19. Is aiṫne ḋuitsi mo scannail, agus mo náire, agus measonóir; atáid mo naiṁde uile ós do ċoiṁe.

20. Do bris an taċṁusán mo ċroiḋe, agus atáim lán do ḋóbrón, agus do bí súil agam re duine éigin do ḋéanaḋ coiṁṫruaiġe leam, agus ní raib éondune; agus ar son luċt coṁḟurtaċta, ní bfúaras iad.

21. Agus ṫugadar ḋaṁ ann mo biaḋ domlas *, agus ann mo ṫart ṫugadar finegra re ól dam. *Math. 27.28. Marc. 15.23. Eoin. 19.29.

22. * Bíoḋ a mbórd ós a ccoiṁe féin mar ḋul: 7 a nionad luaiḋeasa, mar ṗaintéur ḋóib. *Romh. 11.9.

23. Dorċuiġṫear a súile, ionnus naċ bfaicfid; agus tabair ar a learraċaib beiṫ a ccoṁnuiġe ar crit.

24. Dóirt amaċ do ḋibfeirg orra, agus gabadh teas ṫfeirge greim orra.

15. Bíoḋ a nionad coṁnuiḋe na báinsiġ; ná bíod fear comhnuighe ann a ttiġṫib.

26. Oir do níd ainleanṁuin ar an té do buáil tusa, agus labruid ċum doilġis don luċt do loit tú.

27. Cuir urċóid a gcionn a nurcóide, agus ná tiaġaid ad ṫfírénṫaċtsa.

28. Scriostar amaċ iad as leabar na mbéo, agus ná scríobṫar iad maille ris na fíréunaib.

29. Agus misi, bíoḋ go bfuilim ar mo buáiḋreaḋ, agus dóbrónaċ; cuireaḋ do ṡlanúġaḋ, a Ḋhé, súas go hárd mé.

30. Molfad ainm Dé re caintic, agus do ḋéanad a ṁóruġaḋ ré tabairt buiḋeaċais.

31. Taitneoċuiḋ so mar an gcéadna ris an Tiġearna nísa ṁó ná dam nó bulóg, agá bfuilid adarca, ingne scoilte.

32. Do ċifid an tumal sin, agus do ḋéana gáirdeaċus: agus mairfidh bur ccroidhe-si noch iarrus an Tiġearna.

 33. Oir

33. Oir cluinidh Dia na boicht, agus ni tarcuisnigheann a phriosúnaigh.

34. Molfaidh neamh agus talamh é, na fairgeadha, agus a ccorruighion ionnta.

35. Oir sáorfa Dia Sion, agus cuirfe súas caithreacha Iudah: ionnus go nóghnaid comhnuighe ansin, agus go mbiáid na oighreacht aca.

36. Agus sealbhochuidh sliocht a sheirbhiseach é: agus an luchd ghráduighios a ainm, áitreobhuidh ann.

## PSALM 70.

Don phrimhfhear ceóil, Psalm Dháibhi, do chur a ccuimhne.



Dhé, dom sháoradh, a Thighearna, dom chabhair déan * deithfir.

*Psal. 40, 41, &c.

2. Bíodh náire orra, agus bídis claoidhte, noch iarrus manum: filltior air a nais, agus náirighthear an luchd iarrus mo dhiogbháil.

*Psal. 35. 4. & 71, 13.

3. * Filltior air a nais iad do luaidheacht a náire, noch a deir, aha, aha.

4. Bídis lúathgháireach, agus gáirdeach ionnadsa, gach aon iarrus tusa, 7 abradais a ccomhnuidhe, a gach ngráduighean do shlánughadh, go mórthar Dia.

5. Acht atáimsi bocht uireasbhach, a Dhé, déan deithfir chugam; is tusa imfhear cabharta, agus sáorta, a Thighearna, ná déan moill.

## PSALM 17.

*Psal. 31. 2.



Onnadsa, * a Thighearna, chuirim mo dhóigh, ná náirighthear mé go bráth.

2. Ann thfireantas fuasgail mé, agus sáor mé: claon do chluas chugam, agus cumhduigh mé.

3. Bí dhamhsa ad ionad suighe daingion, chum a rachadh do ghnáth: óir thugais aithne mo thárthail, is tú mo charraig, agus mo dhaingion.

4. Mo Dhia, sáor mé as láim an chiontuigh, as láim an duine neimhfhíreunta, agus fhíochmhair.

5. Oir is tú mo dhóigh, a Thighearna Dia, mo dhóigh óm óige.

6. Is leatsa do congmhadh súas mé ón mbroinn, is tú thug mé ó ionatar mo mhathar, is tusa mholfas mé a ccomhnuidhe.

7. Mar iongnadh do bhí mé ag mórán: acht is tusa mo dhídean daingean.

8. Bíodh mo bhéul líonta led mholadh, honóir air feadh an laói.

9. Ná teilg seachad mé a naimsir mo sheandaoise, a nuáir failligheas mo neart, ná tréig mé.

10. Oir labhruid mo naimhde am aghaidh, agus luchd atá ag forchoimhéad air manam gabhaid comhairle ré chéile.

11. Ag rádh, do thréig Dia é: ingreimuigh é, agus gabhaid é, óir ni bhfuil fear a thárthála.

12. A Dhé, ná bí a bhfad uáim: mo Dhia, deithfrigh dom fhurtacht.

13. Bídis claóidhte, agus diogbháilte, noch atá na neascáiridibh dom anam; folaightear iad lé scannail, agus ré easonóir noch iarrus molc.

14. Acht biáidh dóchus agam do ghnáth, agus cuirfead a gcionn huile molta.

15. Aithreosuidh mo bhéul tfireuntacht, air feadh an laói do shlánughadh, bíodh nach féidir liom a náirmhiomh.

16. Rachad air maghaidh a neart an Tighearna Iehóbha; cuimhneochad tfireuntassa amháin.

17. O Dhé, do mhúinis mé óm óige, agus go nuige so dfoillsigh mé do mhiorbhuile.

18. Anois fós a núair atáim sean, agus liath, a Dhé, ná tréig mé: go ttaisbéana mé do neart don ghinealachso, agus do chumhachta do nuile dhuine thiucfas.

19. Atá tfireuntacht fós ro árd, a Dhé, noch do rinne neite móra: a Dhé, cia is cosmhuil riotsa?

20. Thusa

20. Thusa noch do thaisbéin damh buaidhearta iomdha neimhneacha, beódhóchaidh mé a rís, agus do bhéaruidh suas mé ó dhoimhne na talmhan.

21. Foirlíonfa tú mórmhaitheas, agus coimhfhurtócha tú mé ar gach taóibh.

22. Molfa mé fós tú ar adhbaidh na saltrach, t'fírinneasi, ó mó Dhia: canfad sailm ort leis an ccláirsigh, thusa a aóin náomhtha Israel.

23. Do dhéana mo bheul lúathgháire mar chanfad sailm duit, agus manum noch dfuasgail tú.

24. Laibheoraidh mar an gcédna mo theanga ar t'fírinntas feadh an laoi: óir atáid claóite, atáid ar na náirughadh an drong iarrus molc.

## PSALM. 72.

Psalm do Sholamh.



Dhé, tabhair do bhreitheamhnus don Righ, agus t'fírinntacht do mhac an Righ.

2. Breitheochaidh sé do phobal ré ceart, agus do bhochta ré breitheamhnus.

3. Do bheuraid na sléibhte síothcháin chum na ndaóine, agus na cnoic beaga maille ré ceart.

4. Beuraidh sé breath ar bhochtaibh na ndaóine, saórfa sé clann na neasbadhach, agus brisfe sé an fear sáraighthe.

5. Biáidh heagla orrtha an feadh bhias an ghrian ann, feadh mhaireas an ghealach ó ghinealach go ginealach.

6. Tiucfaidh sé a nuas amhail a bhfearthuinn ar an bhfeur ghearrtha, mar na ceathaibh fliuchadh na talmhan.

7. Iona láethaibhsin bláithfidh na firéin, agus iomad síothchána an feadh bhias an ghealach ann.

8. Agus biáidh tighearnus aige ó fhairrge go fairrge, agus ón tsruth go teorannaibh na talmhan.

9. Cromfaid na fiadhnaisi an drong áitreabhus anns a dhíthreabh, agus lighfid a naimhde an luaithreadh.

10. Do bheuraid Righthe Tharsis, agus na noileán tiodhlacadh, toirbheoraid Righthe Sceba, 7 Seba preasánta.

11. Agus tuitfid gach uile Righ síos dá látha, do dhéanaid a uile chineadh seirbhís dó.

12. Oír saórfaidh sé an teasbhadhach noch do ni éighemh, agus an bocht, agus an té ag nach bhfuil fear cártála.

13. Do dhéana sé truáighe don bhocht, agus do neasbadhach, agus cártochaidh sé anmanna na ndeireóil.

14. O mheallad, agus ó foiréigin fuáisceolaidh sé a nanam, agus budh dáor a bhfuil iona radharc.

15. Agus an feadh mhaireas sé, do bhéara sé dó dór Sheba: agus do dhéana sé guidhe ar a shon do ghnáth, beinneochar é go láetheamhail.

16. Biáidh dornán arbha anns a talamh ar mhullach na sliabh; biáidh a thoradh sin ar crith cosmhuil ré Lebanon, agus do dhéanaid caithriughadh amach as an ccathraigh mar luibh na talmhan.

17. Agus mairfidh a ainm go bráth: an feadh bhias an ghrian ann, isfeadh bhias a ainm ag leanmhughadh, agus beinneochar daóine ann san: goirfid a uile chineadh sona é.

18. Go madh beannaighthe bhias an Tighearna Día, Día Israel noch amháin do ni neithe iongantacha.

19. Agus go madh beannaighthe bhias a ainm glórmhar go bráth, agus líontar an talamh le na ghlóir; Amen, agus Amen.

20. Marso chríochnaighthior urnaighthe Dháibhi mic Iesse.

# PSALM. 73.

Psalm Asaph.

S mait Dia fós do Israel do nfiorglan a ccroidhe.

2. Acht misi, is beg nar sciorr mo ċosa, is beg nar sleamhnuigh mo ċoiscéime uáim.

3. * Oir do ṫnúthaigh mé ris na hamadánaibh, mar do ċonnairc mé síoṫcáin na gciontaċ.

* Iob. 21. 7. Psal. 37. 1. Ier. 12. 1.

4. Oir ni bhfuil cuibhrighthe iona mbás, agus atá a neart cliste.

5. Ni bhfuilid a saoṫar na ndaoine, agus ni piantar iad mar ḋaoine oile.

6. Ar a nadhbharsin timċiollaigh an tuabhar iad: folċaidh an foiréigion iad mar ċulaidh.

7. Téid a súile amaċ le méadhus, sáruighid smuaintighthe a ccroidhe.

8. Truáilligid, agus labhraid sánnughadh le hurċóid: labhraid go hárd.

9. Cuirid a mbéul a nagaidh na neamh, 7 siubhluigh a tteanga trid an ttalamh.

10. Ar a nadhbharsin fillid a ḋaoine ann so, agus fáisgthior ċuca amach uisgeadh [cupáin] líonta.

11. Agus a deirid, cionnus is aiṫne do Dhia? agus an bhfuil eolus ann sa té is ro áirde?

12. Feuċ is iadsó na ciontaigh, agus na daoine a ṡuáimneas an tsáoghail, tigid cum saidbhris.

13. Go deimhin is a ndíomhaoines do sgagas mo ċroidhe, agus do nighios mo láṁa a neimċiontaibh.

24. Agus do bhí mé ar mo pianadh ar feadh an laoi, agus ar maidin do bhí mo aċmusán.

15. Má deirim, laibhéarad marso: feuċ, do ḋéanainn mé sgeoir ar ġinealaċ do ċloinnesi.

16. Agus do ṁeas mé a fios so do beiṫ agam, acht bá saoṫar an mo ṡúilibh sin.

17. No go ndeaċaidh mé a sanctoraibh Dé, gur tuigas mé a ndeireadhsin.

18. Go deimhin suiḋe tú iad a náitibh sleamhna, teilge tú sios iad a nuaignesaibh.

19. Cionnus tugthar ċum neimhni mar budh a móiment iad? sgriosaid, ċum a ccríċe deiriónaigh, meċtar iad ré huathbhásaibh.

20. Mar aisling tar éis duine do músgladh; mar sin, a Thighearna, a nuáir mhúsgeolus tusa, do ḋéana a níomháigh do tarcuisniughadh.

21. Marso do bhí mo ċroidhe ro buáidheartha, agus ann mo dhubhánaibh do gonadh mé.

22. Agus do bhí mé bruidheamhuil, agus ni raibh a fios agam; mar na hainmintidh do bhí mé agadsa.

23. Giodheadh do bhí mé do ġnáṫ agadsa, do rug tú ar mo láimh deis.

24 Treórochaidh tú mé réd ċomhairle, 7 na diaigh sin geubha tú ċugad a nglóir mé.

25. Cia atá agam a bhflaiṫeamhnus? agus cosmhuil riotsa ni bhfuil solus agam ar talamh.

26. Do ċuáidh m'feóil, agus mo ċroidhe a laige: is é Dia neart mo ċroidhe, agus mo ċuid roinne go bráṫ.

27. Oir feuch, an luchd téid a bfad uáit meitfid siad; sgriosfa gaċ aon dá ttéid ré straipeachus uáit.

28. Acht is mait damhsa druideadh ré Dia; atá mo dhóiġ ann sa Tighearna Dia, go bhfoillsiġe mé hoibreaċa uile.

---

# PSALM. 74.

Psalm teagaisg Asaph.

Ned fár teilgis, a Dhé, uáit go bráṫ, a ndéana teaṫ deataċ a nagaidh cáoraċ hinbhir féin.

2. Cuimhnigh do ċoimṫionól, noċ do ċeannaigh tú fadó ó sin; do ṫuáscail tú slaṫ hoighreaċta, do ċnoc Sion, ann ar ċomhnuighis.

3. Tóg súas do ċosa ċum na bhfásaċ síorruidhe, a nuile olc do rinne an námhaid ann sa tteampall.

4. Beicid do naimhde a meadhon do ċoim-

coiṁṫionól, do ṡáiṫeadar a mbrataċa mar ċomarṫaiḃ.

5. Bá cluiteaċ an té noċ do ṫógaḋ a ṫuaḋ go hárd ar ṫiuġ na coille.

6. Aċ nois mar an ccéadna buáilid síos a obair ċeirbeirsa re ṫuaġuiḃ agus re hórduiḃ.

7. Do ċuireadar an tsanctóir tre teine go talam, do ṫruáilliġeadar ionad coṁnuiḋe hanma sa.

8. A dubradar iona gcroiḋṫiḃ, scriosam iad a naóinfeaċt: do ċuireadar tré teine gaċ uile ċoiṁṫionól re Dia ann sa ṫír.

9. Ni ḟaicmid ar ccoṁarṫaḋa, ni ḃfuil áon ḟáiḋ ni as mó, ni mó atá áon agá ḃfuil a ḟios cá fad.

10. Cá fad, a Dhé, biaas a neascara ag sganluġaḋ? an mbia an náṁuid ag tarcuisniuġaḋ coiḋċe?

11. Cred fá ḃfillionn tú do láṁ, do láṁ ḋeas féin a deirim? coṁaim í ó lár do ḃrolluiġ.

12. Oir sé Dia mo Riġ ariaṁ, ag oibriuġaḋ slánuiġṫe a meaḋon na talman.

13. * Do roinn tú a nfairrge léd neart, do ḃris tú cinn na ndragún ann sna huisgeaḋuiḃ.

14. Do ḃrisis cinn an lebiatan, ṫugais é mar biaḋ do na daóinib ann sa ḃfásaċ.

15. * Do scoilt tú toibreaċa, agus sroṫa, do rinnis aibne móra tirim.

16. Is duitsi is dúal an lá, is leatsa fós a noiḋċe: do ordaiġ tú an solus agus an ġrian.

17. Do ṡuiġiḋ tú imiol na talman uile; do ċum tú samraḋ, agus geiṁreaḋ.

18. Cuimniġ so, a Ṫiġearna, gur sgannluiġ an náṁuid, agus gur ṫarcuisniġeadar na daóine leaṁa hainm.

19. Ná tabair anam do ċolum do ċuideaċta na námad, coiṁṫionól do boċt ná dearmaid coiḋċe.

20. Tabair aire don ċonraḋ: óir atáid áitreabuiġ doirċa na talman lán dáitriḃ foireiġin.

21. Ná léig do luċt an leatruim filleaḋ fa náire; molaid na boiċt agus na huireasbaċa hainm.

22. Eiriġ, a Dhé, tagair do ċúis féin: cuimniġ do ṫarcuisne ó namadán ar feaḋ an laói.

23. Ná dearmaid guṫ do námad: an lusa éirġios ad aġaiḋ ag méuduġaḋ a gcomnuiḋe.

---

# PSALM. 75.

Don ṗríoṁfear ceóil, ná mill, psalm agus caintic Asaṗ.



O beirmid buiḋeaċus duit, a Dhé, do beirmid buiḋeaċus duit: óir foillsiġid do ṁiorbuile go ḃfuil hainm a ḃfogus.

2. A nuáir ġeabad an coṁṫionól ċuġam, do ḋéanad breiṫeamnus go dírech.

3. Atá an talaṁ, agus a nuile áitreabas ann, ar na scaoileaḋ: daingneocadsa a ṗostaḋa.

4. A deirim ris na hamadánuiḃ, ná déanuiḋ leime: agus leis na cionntaċaiḃ, ná tógbaiḋ súas a nadarc.

5. Ná tógbaiḋ súas a nadarc go ro árd: ná labruiḋ re muinéul crua-áiḋ.

6. Oir ni ó náird a noir, nó a niar, mó do ḋeas atá árduġaḋ.

7. Acht Dia an breiṫeaṁ, uirisliġ sé an fear so, agus árduiġ sé an fear oile.

8. Oir atá cupán a láim an Tiġearna, agus atá an fion dearg lán do ċumasc, agus dóirtiġ sé as amaċ: a ḋeasgaiḋ sin aṁáin, fáisgfid uile ṗeacaiḋ na talman, agus ibid.

9. Acht foillseoċuiḋ misi a ṫróċaire go bráṫ, canfad sailm do Dhia Iácob.

10. Agus brisfiod adarca na cciontaċ uile, áirdeoċṫar adarca an duine fíreunta.

## PSALM. 76.

Don phrímhḟer ceóil ar* Negmot, Psalm no cantic Asaph.

AItnighther Dia an Iúdah, is mór a ainm a Nisrael.

2. Agus a Sálem atá a pháilliún, agus a ionad comnuidhe a Sion.

3. Ann sin do bris sé saighde an bogha, an sgiath, agus an cloidheamh, agus an cath.

4. Atá tú loinnerdha agus oirdheirc ós cionn sléibhte na creiche.

5. Do creachadh na daoine meisneamhla a ccroidhe, do chodladar a gcodladh: agus ni bhfuaradar na daoine cumasacha a láma.

6. Red iomaithbherḋa, a Dhé Iácob, do teilgiodh an carbad, agus an tech ar aon a ccodladh marbhthach.

7. Atá tusa, tusa féin uathbhásach, agus cia sheasfas ós do choinne a nam theirge.

8. Thugais fa dera breithemhnus do chlos do neamh: do bhi egla ar an ttalamh, agus do bhí na chomhnuidhe,

9. A nuáir dheirigh Dia chum breithemhnuis, do chumdach daoine ceannsuigh na talmhan uile.

10. Oir molfaidh díbhfeirg an duine thusa, toirmiosgaidh tusa fuighioll a bheirge.

11. Móidigh agus coimhlionaidh don Tighearna bhur Ndia; tugaidis gach a bhfuil na thimcheall tiodhlacadh chuigesion,

roimhe ar dúal a beith faitech.

12. Gearrfa sé thríd amach spiorad na bprionnsadh, is uathbhásach é do Rightibh na talmhan.

## PSALM. 77.

Don phrímhḟer ceóil do Iedútun, Psalm Asaph.

DO ghairios chum Dé rem ghuth, chum Dé rem ghuth, agus thug sé éisdecht dam.

2. A ló mo bhuaidhertha do shir mé an Tighearna, do bhí mo lámh san noidhche ar na dórtadh amach, agus ní dhiultuigh comhfhurtach: do dhiúlt manam comhfhurtas do ghlacadh.

3. Do chuimhnigh mé ar Dhia, agus do bhí mé buaidherta: do ghearán mé a nuair do bhí mo spiorad ar na iombhathadh.

4. Congbhuigh tú mo shúile na ndúsas: a táim combuáidherta is sin, do bhí mé buáilte, nach bhféudaim labhairt.

5. Do mheas mé na laethe sean, bliadhna na senaimsire.

6. Cuimhnighim mo sheinm san noidhche: meadhruighim rem chroidhe, agus cuardaigh mo spiorad [ag rádh.]

7. An tteilgfe an Tighearna uáidh go bráth? agus nach biáidh sé fabhartach ní samó?

8. Nar choisg a thrócaire go bráth? nar fhailligh a focal ó ghinealach go ginealach?

9. Nar dhearmaid Dia beith grásamhuil? nar iaidh sé súas a bfeirg a thrócaire chineulta.

10. Agus a dubhras, a nois tionsgonadh; ag so claochló deasláimhe an té is ro áirde.

11. Cuimhneochad oibrecha an Tighearna: go deimhin cuimhneochad hoibrecha iongantacha ón tsenaimsir.

12. Agus smuainfiod ar hoibreachaibh uile, agus ar do ghníomhartuibh do dhéanamh cuimhne.

13. O a Dhé, is a naomhthacht atá do shlighe; cia atá na Dhia commór re Dia?

14. Is tusa an Dia láidir, noch do ní obair iongantach, do chuir tú do neart a numhail a measc na ndaoine.

15. Dfuásgail

15. Do ḟuasgail tú led láiṁ do ḋaoine, clann Iacob agus Ióseph.

16. Do ċonncadar na huisgeḋa tú, a Ḋhé, do ċoncadar na huisgeḋa tú: do bí egla orra, do bádar na haigéin buaiḋerta.

17. Do ḋhóirteadar na néulla amach uisgeadha, thugadar na spéirigh fuaim: do chúadar fós do soiġde timċioll.

18. Do bhí fuaim do thóirnighe aṅsna spéirigh, dfoillsigh do thintéċa an saoġal: do ċrioṫnuiġ agus do ġab egla an talaṁ.

19. Aṅsa bhfairrge atá do ṡhlighe, agus do chasán aṅsna huisgeḋuiḃ móra; agus ní haiṫnigṫer do ċoiscéime.

20. * Do ṫreoruiġis mar ṫréud do ḋaoine, ré láiṁ Ṁhaoise agus Aaron. *Exod. 14. 19.

## Psalm. 78.

Psalm teaguisg Asaph.

Tugaiḋ, ó mo ṗobal, éisteċt dom ḋliġeḋ; cláonuiḋ bhur ccluas ċum briathar mo ḃéil.

2. *Foisgeolad mo ḃéul a ccosamlaċt: noċtfad mé labarta dorċa ón tsenaimsir: *Psal. 49. 5. Matth. 13. 35.

3. Noċ do ċualamar, agus bá fios dúinn, agus dinisiadar ar naiṫre dúinn.

4. Ní cheilfiom air a cclann iad, ag insin don ghinealach thiocfas molta an Tighearna, agus a ċumaċta, agus na mioruile do riṅne sé.

5. Oir do ḋaingniġ sé fiaḋnuise an Iacob, agus doórduiġ sé dliġeḋ a Nisrael, noċ daiṫin dar naiṫriḃ * a ffoillsiuġaḋ dá gcloinn. *Deut. 4. 9. & 6. 7.

6. Chum go mbiaiḋ a fios ag an ngineal do tiucfaḋ, ag na leinib do-ḃértaoi: ⁊ ag éirġe go ninnseoċaidis dá gcloinn féin:

7. Agus go ccuirfedís a ndóċċus a Ndia, agus naċ dearmadfaidís oibreċa Dé, agus go cconnṁeoċaidís a aiṫeanta:

8. Agus gan a beiṫ mar a naiṫre, ginealaċ neimċeannsuiġ agus srumal; ginealaċ naċ dirigioṅ a ccroiḋe go ceart, agus naċ bfuil a spiorad fírinneċ do Dhia.

9. Ar mbeiṫ do ṁacuiḃ Ephraim armṫa ag lámaċ re boġa, dfilliodar ar a nais a ló an ċaṫa.

10. Níor ċongmadar connraḋ Dé, agus do ḋiultadar imteċht iona ḋliġeḋ.

11. Agus do dhearmadar a oibreċa, agus a iongantá noċ dfoillsiġ sé ḋóiḃ.

12. Do laṫair a naiṫreaḋ do riṅne sé mioruil a ttalaṁ na hÉgipte a maċaire Soan.

13. * Do scoilt sé a nfairrge, agus tug iadsan triṫe, agus tug ar na huisgeḋuiḃ seasaṁ mar ċarn. *Exod. 14. 22.

14. * Agus do ṫreoruiġ iad a néull san ló, agus ar feḋ na hoiḋċe ré solus teineaḋ. *Exod. 13. 21. & 14. 24.

15. * Do scoilt sé na carrge aṅsa ḋíoṫram, agus tug deoċ ḋóiḃ go fairsing mar budh as a naigéin. *Exod. 17. 6: Vibh. 20. 11: Psal. 105. 41. 1 Cor. 10. 4.

16. Agus tug sé sruṫa amaċ as na carrgiḃ, agus tug sé ar na huisgiḃ riṫ sios amhuil aibne.

17. Agus do peacuiġedar fós na aġaiḋ, re caṫuġaḋ do ċur aṅsa ḋíoṫram ar an té is ro áirde.

18. Agus do ċuireadar caṫuġaḋ ar Dhia iona gcroiḋe, ag iarraiḋ biḋ dá nainmiannuiḃ.

19. * Do labradar fós a naġaiḋ Dé: a dubradar, an bfédann Dia bórd do lionaḋ le biaḋ san ḋíoṫram? *Vibh. 11. 4.

20. * Féuċ, do buáil sé an carraic, agus do linġedar uisgeḋa amaċ, agus do ṫuiliġedar sruṫa: an bfédann sé arán do ṫabhairt uaḋ mar an ccéadna? an féidir leis feóil do solaṫar dá ḋaoiniḃ? *Exod 17. 6 Vibh. 20. 11

21. Ar a naḋbharsin do ċuala an Tighearna sin, agus do bí ro fergaċ,

ionnus go raib teine ar na lasad a naġaiḋ Iácob, agus mar an gcéadna ṫáinig díbfeirg suas a naġaiḋ Israel.

22. Do bríġ nar chreidiodar a nDia, agus nar ċuireadar a ndóiġ iona ṡlánuġaḋ.

23. Giḋ gur aiṫin sé do na néulluiḃ ó náird a nuas, agus gur ḟosguil doirse nime.

*Exod 16.14. Eoin. 6. 31.* 24 * Agus gur ḟearr orra Manna re iṫe, agus go ttug sé arbar ó neaṁ dóiḃ.

25. Do iṫ an duine arán na naingeal, do ċuir sé a ndiol biḋ ċuca.

26. Thug sé ar an ngaóiṫ a noir gabáil ṫort is na neaṁuiḃ, agus re na ċuṁaċtaiḃ ṫug sé a steaċ an gáoṫ a ndeas.

27. Agus dfear sé feóil orra mar luáiṫreaḋ, agus énlaiṫ sciaṫánaċ mar gaineaṁ na fairrge.

28. Agus ṫug orra tuitim a meaḋón an ċampa, a ttimcioll a ionad comnuiḋe.

29. Marsin a dúadar, agus do bádar sáiṫeaċ go lór: óir ṫug sé dóibh a mian féin.

*Vibhre 11. 33.* 30. Ni dealaḋ fós coimiġeaċ iad óna nainmianuiḃ féin: * do bi a mbiaḋ fós iona mbéul,

31 A núair ṫáinic fearg Dé orra, agus do ṁarḃ dá ndaóinib méiṫe, agus do leag sios roġa óigfear Israel.

32. Thar so uile, do ṗeacuiġeadar fós, agus nior ċreidiodar ar son a iongantá.

33 Agus do ċaiṫ sé a láeṫe a ndioṁaóineas, agus a mbliaḋna a mbuáiḋreaḋ.

34 A nuáir do ṁarḃ sé iad, is ann sin do ṡiriodar é: agus dfilliodar, agus do ṡireadar Dia go moċ.

35. Agus do ċuiṁnigheadar gur bé Dia a ccarruic, agus an Dia láidir a bfúascaltóir.

36. Agus do rinneadar spleaḋa ris re na mbéul, agus bréaga re na tteangaiḋ.

37. Acht ni raib a ccroiḋe leis, ⁊ ni rabhadar fírineaċ ann a chunnraḋ.

38. Thar sin mar do bí sé trócaireaċ do ṁaiṫ a ccionta, ⁊ nior sgrios iad: agus dfill sé go minic a ḟearg tar a hais, agus nior ṁúsgail sé a díbfeirg uile.

39. Agus do ċuiṁniġ gur bfeóil iad, anál noċ imṫiġios agus naċ bfilleann.

40. Cá ṁéud uair do ċonnuiġeadar é ann sa ḟioṫram? agus do ċuireadar doilġios air ann sa bfásaċ?

41. Agus dfilliodar, agus do ċuireadar caṫuġaḋ ar Dhia, agus do ċuireadar an táon náoṁṫa Israel a gcuimse.

42. Nior chuimhnigheadar a lámh, nó an lá do ṡháor sé iad ó na náṁuiḋ:

43. A nuáir do ċuir a ċomarṫada san Négipt, agus a iongantá a magh Saon:

*Exod 7.20.* 44. * Agus diompóiḋ a sroṫa a bfuil, agus a naibne go nar bféidir dóiḃ deoċ ól.

*Exod 8.24. & 8.6.* 45. * Do ċuir sé iona measc iomad cuileóg, noċ do iṫ iad: agus an losgion, noċ do sgrios iad.

*Exod 10. 13.* 46. * Agus ṫug sé a mbiseaċ don bréollán teasbhuiḋ, agus a saoṫar don lócust.

*Exod 9. 23.* 47. * Do ṁarḃ a bfíneamhuin ris an gclocsneaċta, agus a cconoin ... mor ris an gcuisne.

48. Agus ṫug a ninnilte don ċlocsneaċta, agus a ttréuda don teinntiġ.

49. Do ċuir sé orra teas a ḟeirge, fioċ agus aingidheaċt agus buaiḋreaḋ, re cur droċaingiol amaċ.

50. * Do ċomṫromuiġ sé sliġe dá ḟeirg, nior ċoṁuin a nanam ó bás, agus ṫug sé a mbeaṫa don pláiġ.

*Exod 12. 29. & 9.* 51. * Agus do bhuáil sé céadġeine na Négipte, tosaċ a neirt a bpáilliúnuiḃ Ham.

52. Agus ṫug air a ḋaoinib dul ṫar mar ċáorċaiḃ, agus do ṫreóruiġ amhuil tréud ann sa ḟioṫram iad.

*Exod 14. 27. & 15.* 53. Agus do ṫreóruiġ amaċ iad re dánaċt, agus ni raib eagla orra: * agus dfoluiġ an fairrge a naimde.

54. Agus ṫug sé iad go himeal a ṡanctora, an sliabsa noċ do ġnoṫuiġ a laṁ deas.

55. * Agus

13. 7. 55. * Agus do ṫeilg amaċ rom-
pa na geintiġe, agus do roinn sé
oiġreaċ dóib re crannċur, agus tug ar
ṫreabaib Israel áitriuġaḋ iona mo-
naḋ súde.
56. Giḋeaḋ do ċuireadar caṫuġaḋ,
agus do ḃrosduiġeadar an Dia is ro
áirde, agus níor ċongḃadar a ḟiaḋ-
nuise.
57. Acht ḋfilliodar ar a ccúl, a-
gus do ṗeacuiġeadar go míoċoinġiollaċ
mar a naiṫre: do ḃádar ar na niompóġ
mar boġa ceilgeaċ.
Deut. 32. 21. 58. * Agus do ċoruiġeadar é ċum
feirge le na náitib árda, agus re
na níomáiġib ceirbḃreaṫa do ġluái-
siodar é ċum éda.
59. Do ċualaiḋ Dia sin, agus do
bí feargaċ, agus do ḟuaṫaiḋ Israel
go ro ṁór.
60. Agus do ṫréig sé taber-
nacuil Shilo, an páilliun noċ do ṡuiġiḋ
sé a measc a ḋaóine.
61. Agus do ṫoirbir a neart, a
mbraiġdionas agus a ġlóir a láim
na námad.
62. Thug sé mar an ccéadna a
ḋaóine don ċloiḋiom, agus do bí sé
feargaċ re na oiġreaċ.
63. Do loisg an teine roġa a
ndaoine óg, agus níor moladh a
maiġdiona.
64. Do ṫuiteadar a sagairt ris an
ccloiḋeam, agus níor ghuileadar a
mbaintreabaċa.
65. Ann sin do ṁúsguil an Tiġ-
earna mar ḋuine na ċodlaḋ, agus mar
ḋuine árracta ag gáirṫa tre ḟíon.
66. Agus do buáil a naimde iona
ndeireaḋ: ṫug sé scannail ṡíoruiḋe
ḋóib.
67. Agus do ḋiult sé áitreab Ió-
seph, agus níor ṫoġ sé treab Eph-
raim.
68. Acht do ṫoġ sé treab Iu-
dah; sliab Sion noċ dob ionṁuin leis.
69. Agus do ċuir suas a sanc-
tóir cosṁuil re [páláсaib] árda,
mar an ttalaṁ noċ do ṡuiġiḋ sé go
síoruiḋe.
70. * Agus do ṫoġ sé Dáibi a
ṡeirbíseaċ, agus rug sé ó ṁánraċaib
na ccáorac é:
71. * O beiṫ a ndiáiġ na ccáo-
raċ ann a raib uáin; ṫug sé é do
beaṫuġaḋ Iácob a ṗobal, agus Is-
rael a oiġreaċ.
72. Agus do beaṫaiḋ sé iad re
iomláine a ċroiḋe, agus do ṫreóruiġ
iad lé héolus a lám.

*1 Sam. 16. 11. 2 Sam. 7. 8.
*2 Sam. 5. 2. 1 Croin. 11. 2.

---

PSALM. 79.

Psalm ċum Asaph.


Dhé, ṫangadar na geinte
a steaċ ann hoiġreaċt, do
ṫruáilliġeadar teampall do
naomṫasa, do leagadar
Ierusalem na cárnaib.
2. Thugadar cuirp marba do ṡeirbí-
seaċ mar biaḋ ḋénlaiṫ a naiéir, féol
do náom daiṁintib na talṁan.
3. Do ḋóirteadar a bfuil mar uisge
timċioll fá gcuáirt Ierusalem, a-
gus ní raib áon do aḋlacaḋ iad.
4. * Atámaoid ar scannail ag ar
ccoṁarsanaib, ar ttarcuisne agus
ar magaḋ ag an luchṫ atá ar gaċ
táob ḋínn.
5. * Cá fad, a Thiġearna, bias
tú feargaċ, go bráṫ? an lassfuiḋ
héd mar ṫeine?
6. * Dóirt ṫfearg amaċ ar na
geintib, da naċ aiṫne ṫú, agus ar
ríoġachtaib nar ġoir ar hainm.
7. Oir a ḋuadar Iácob, agus do
rinneadar fásaċ dá ionad coṁnuiġ.
8. * Ná cuiṁnig ar naġaiḋ peacaiḋ
ar sinnsior: táirrṫuiġeaḋ do ṫrócaire
sinn go luaṫ, óir tugaḋ go ro ísiol
sinn.
9. Cabruiġ sinn, a Dhé, ar slánuiġṫe
ar son glóire hanma féin, águs sáor
sinn, agus glan inn ó ar bpeacaiḋib,
ar son hanma féin.
10. Cred fá naibéoraidis na geinte,

*Psal. 44. 14.
*Psal. 89. 46.
*Ier. 10. 25.
*Isa. 64. 9.

cáit a bfuil a Ndia? go naitentar é a measc na ngeinteadh ós coimhe ar súl, ré dioghaltas fola do seirbhíseach, noch do dóirteadh.

11. Tigeadh osnadhach an phriosúnaigh ós do choimhe: do réir árrachtais do láimhe tárrtháilse na lucht do hórduigheadh chum báis.

12. Agus tabhair dar ccomharsanaibh a seacht noirrid iona mbrollach, a scannail féin re ar scannluigheadar thusa, a Thighearna.

13. Agus sinne do dhaóine, agus caóirigh hinnbhir, béarmaoid buidheachus duit go bráth, agus molfam tú ó ghinealach go ginealach.

## PSALM. 80.

Don phrímhfhear ceóil ar Shosannim Edut, Psalm Asaph.



A aodhaire Israel, tabhair éisdeacht, thusa noch threóruigheas Ioseph amhail tréd, deálruighiosi amach noch suigheas ar an cherubinibh.

2. Roimhe Ephraim, agus Bheniamin, agus Mhanasseh corruigh suas do neart, agus tárrthuigh sinn.

3. A Dhé, iompóigh sinn, agus tabhair ar haghaidh deálrughadh, agus biam slán.

4. A Thighearna, a Dhé na slógh, cá fad bhias tú feargach a naghaidh urnaighe do dhaóine?

5. Do bheathuigh tú iad ré harán na ndéor, agus tugais orra déra ibhe go fairsing.

6. Do ní tú imreasan dinn dár ccomharsanaibh, agus do níd ar naimhde magadh eatorra féin.

7. A Dhé na slógh iompóigh sinn, agus tabhair ar haghaidh deálradh, agus biam slán.

8. Thug tú fíneamhain as an Négipt; do theilgis amach na cinedhacha, agus do chuir tú í.

9. Do sholáthair tú ionad roimpe, agus thugais ar a fréamhach fréamhadh, agus do líon sí an talamh.

10. Do folchadh na sléibhte re na scáile, agus ba slógh móra a beangáin.

11. Do chuir sí amach a beangáin go nuige an muir, agus a gabláin gus an abhainn.

12. Creud far bhrisis sios a fálta, cor go sgiobaid í gach a ngabhann an tslighe.

13. Toclaidh fiadh-chullach na coilleadh í, agus ithidh beathach állta an mhagha suas í.

14. A Dhé na slógh, iompóigh a nois féuch ó neamh, agus faic, agus tárr dfiosrughadh na fíneamhnasa;

15. Agus an stoc do plandaigh do lámh dheas, agus an beangán do rinne tú comhláidir sin duit féin.

16. Atá sí ar na losgadh ré teine, gearrtha sios: meathaid ré hachmhusán do ghnúise.

17. Bíodh do lámh ar fhear do láimhe deise, ar mhac an duine noch do rinnis comhláidir sin duit féin.

18. Agus ní racham ar ccúl uaitsi: beóduigh sinn, agus gairfiom ar hainm.

19. A Thighearna a Dhé na slógh, iompóigh sinn, agus taisbéin haghaidh dhuinn, agus biam slán.

## PSALM. 81.

Don phrímhfhear ceóil ar Ghittit, Psalm Asaph.



Uáthgháirigh chum Dé ar neart, dénaidh fuáim mheanmnach chum Dé Iacob.

2. Glacaidh psalm, agus tugaidh an tiompán libh, an tsistearne thaitneamhach maille ris an cclairsigh.

3. Séidigh an stoc anns an ngealaigh nuaidh,

nuadh, anasa nuig chinte, ló ar bféile.
4. Oir is dligheadh so do Israel, reacht ó Dhia Iacob.
5. Mar fhiadhnuise do shuidhigh sé é do Ioseph, a nuáir do chuaidh sé tre thalamh na Hégipte, mar a ccualaidh mé teanga nar thuigios.
6. Dáthruigh mé a ghuala ó nualach, dosaoradh a láma ó na potaighib.
7. A mbuáidhreadh do ghoir tú, agus do shaor mé thú; do fhreagair mé thú a monadh uáigneach na toirnighe: * do dhearbh mé tú láimh ré huisgeadhaibh Meribah. *Exod. 17. 6.
8. Eist, ó mo phobal, agus do dhéanadsa fiadhnuise ort; ó a Israel, maeistinn liom;
9. Ni bhiaidh ionadsa Dia coimhthigheach, agus ni chláonfa tú tú féin do Dhia coigcriche.
10. Is misi an Tighearna do Dhia thug suas tú as crich na Hégipte: fosgail do bheul go fairsing, agus líonfa misi é.
11. Acht níor éisdeadar mo dháoine rem ghuth, agus níor umhluigh Israel dam.
12. * Agus do léigios dóibh imtheacht a mianghus a ccroidhe: do shiubladar iona ccomhairle féin. *Gnimh. 14. 16.
13. O, dá néisteadis mo dháoine riomsa, dá siubladh Israel ann mo shlighthib:
14. Do bheuruinn a naimhde a núas go haithghearr, agus dfillfinn mo lámh a naghaidh a neascáradaibh.
15. Dhúmhleochaidís lucht fuatha an Tighearna iad féin go fatach dhó: acht do biadh a naimsirsion go sioruidhe.
16. Agus do bheathochadh sé iad lé méutus cruithneachta: agus lé mil amach as an ccarruig do shásóchainn thú.

## PSALM. 82.

Psalm Asaph.



easaidh Dia a gcomhdháil Dé; breathnuighidh sé a measc na ndée.
2. Ca fad bheithi ag breith breitheamhnuis go neimhcheart, agus gabhthaoi * persana na gciontach? *Deut. 1. 17.
3. Déanaidh ceart don bhocht agus don dilleachta, déanaidh cóir don duine chráite agus do neamhbhrighech.
4. * Sáor an bocht agus an riachtanach: ó láimh an duine uncóidigh tárthuigh é. *Seanraite. 24. 11.
5. Ni haithne dóibh, agus ni háill leo a thuigsin: siubluid siad a ndorchadas, atáid uile bunáite na talman ar na ccorrughadh.
6. * A dubhairt mé, is dée sibh: agus is clann an té is ro áirde sibh uile. *Eoin. 10. 34.
7. Acht do gheabhthaoi bás amhail an duine, agus tuitfighthi mar aon do na prionnsaidhibh.
8. Eirigh, a Dhé, beir breitheamhnus ar an ttalamh: óir gheabha oighreacht ar a nuile chinedh.

## PSALM. 83.

Caintic agus Psalm Asaph.



Dhé, ná bí ad thost, ná bí bodhar, agus ná coisg, a Dhé.
2. Oir feuch, do nid do naimhde comhbuaidhreadh, agus tógbhaid lucht t'fhuathaighthe a gceann.
3. A naghaidh do dháoinesi do ghabhadar comhairle uáigneach go meabhlach, agus do chuadar a ccomhairle a naghaidh háon bfolaighthech.
4. Dubhradar, tagaidh, agus gearram

amach

amach iad ó bheith na gcineadh; go nach cuimhneochtar ainm Israel nisa mó.

5. Oir do chomhairligheadar ré chéile d'aontoil, atáid coimhcheangailte ad aghaidh.

6. Páilliun Edom, agus na Hismaelitigh, Móab, agus na Hagarénigh.

7. Gébal, agus Ammon, agus Amalec, na Philistinigh maille ris an ndroing chomhnuighios ag Tior.

8. Atá Assur fós na cheangal leo mar an gcédna, agus bá cunghnamh iad do chloinn Lot.

* Breath. 7. 23. 9. * Déna orrasan mar do rinnis ar Mhadian; ar Shisera, ar Iábin ag abhainn Cison.

* Breath. 4. 15. 24. 10. * Noch do theit ag Endor, do rinneadh aoileach díobh chum na talmhan.

11. Déan a ndaoine nuáisle mar Oreb, agus mar Seb; agus a bprionnsaidhe uile mar Seba, agus mar Salmunnah:

* Breath. 7. 25. & 8. 21. 12. * Noch a dubhairt, glacam chugainn féin tighthe Dé mar oighreacht.

13. O mo Dhia, déan amhail roithleán iad, mar an gconnlach ar aghaidh na gaoithe.

14. Mar loisgios an teine coill, mar chrithios an lasair na sléibhte tre theine;

15. Amhlaidh sin déansa ainleanmhain orra led anfadh, agus buáidhir iad led stoirm.

16. Lion a naighthe lé náire, chor go niarraid hainm, a Thighearna.

17. Claoidhtear, agus buáidheartar iad go siorraidhe: bíodh náire orra, agus meathaid:

18. Chor go mbia a fhios aca, gur tusa amháin, darab ainm Iehóbhah, is ro áirde ós cionn na talmhan uile.

# PSALM 84.

Don príomhfhear ceóil ar Ghittith, Psalm do mhacaibh Córah,

Nach é a ghenamhla hionadsa, a Thighearna na slógh!

2. Atá manam fonnmhar, agus mar an gcédna ag meirtniughadh re hucht a cúirteadh an Tighearna: gáiridh mo chroidhe agus mfeóil amach chum an Dé bhí.

3. Fós do gheibh an gealbhan féin tigh, agus a fáinleóg nead di féin mar a gcuireann a hóigein: haltóir-sa, a Thighearna na slógh, mo Righ agus mo Dhia.

4. O is sona an drong noch áitreabhus ann do thigh do ghnáth, molfaid tú a gcomhnuidhe.

5. Is sona an duine agá bhfuil a neart ionadsa, a bhfuil a slighe ad chroidhe.

6. Noch ag gabháil tria ghleann baca, do nid é amhail tiubrad, agus lionaidh fós an fearthainn na locháin.

7. Imthighid ó neart go neart, do chithear gach aon a bhfiadhnuise Dé a Sion.

8. A Thighearna, a Dhé na slógh, éist murnaigh: tabhair éisdeacht, a Dhé Iacob.

9. A Dhé ar sciath déchaidh, agus feuch ar aghaidh hungtaigh féin.

10. Oir is fearr lá ann do chúirtibh ná míle; do b'fhearr leam beith am dhoirseóir a tigh Dé, ná beith am chomhnuidhe a bpáilliun an chiontaigh:

11. Oir is grian, agus sciath an Tighearna Dia: do bhéaraidh an Tighearna grása agus glóir: ní choimheócaidh sé maith ón luchd * do shiubhlas go díreach. * Psal. 32. 1. & 34.

12. A Thighearna na slógh, is sona an duine chuirios a dhóigh ionadsa.

# PSALM 85.

Don príomhfhear ceóil, Psalm do mhacaibh Córah.

A Thighearna, do bhí tú fabhartach dot dhúthaigh, tug tú ar ais braighdionas Iácob.

2. * Do mhaith tú cointe do phobail: d'folaigh tú a bpeacadh uile.

3. Do tharraing tú leat do dhibhfearg uile, d'fhillis ó théas t'feirge.

4. Iom-

4. Iompoiġ sinn, a Dhé ar slánuiġ-
ṫe, agus coisg ḟeirg ar naġaiḋ.
5. An mbia tú feargaċ go bráṫ rinn?
an mbia ṫfearg ar congḃáil ó ġinea-
laċ go ginealaċ?
6. Nac ḃfillionn tú sinne beoġaḋ a rís,
ionnus go nolmaid do ḋaoine luaṫġáire
ionnad.
7. Taisbéin do ṫrócaire dúinn, a
Thiġearna: agus tabhair do slánuġaḋ
dúinn.
8. Cluinfiod cred a déaras Dia an
Tiġearna: óir laibheoruiḋ sé sioṫċáin
ré na ḋaoinib, agus ré na naomuiḃ;
ionnus nac ḃfillfid a rís ċum fiġeriona-
nas.
9. Atá a ṡlánuġaḋ go deimhin a
ngar don luċt ata a ḃfuil a eagla: go
náitriġiod glóir ann ar ndúṫċe.
10. Tárla trócaire agus firinne ré
ċéile: do pógadar a nfirinntaċt agus
an tsioṫċáin ar oile.
11. Fásaiġ firinne as an ttalamh,
agus féuċuiḋ a nfirinntas a nuas ó
neaṁ.
12. Do ḃéura an Tiġearna mar an
ccéadna maiṫ; agus do ḃéura ar ḃfearann
a ṫoraḋ.
13. Raċaiḋ ceart ós coinne a aiġ-
ṫe, agus cuirfiḋ sinne a sliġe a ċois-
céime.

# PSALM. 86.

Urnaiġ Dháibi.

Cláon do ċluas a nuas, a Thi-
ġearna, cluin mé: óir a-
táim boċt, agus ainnerbaċ.
2. Coimhéd manam, óir a-
táim náomṫa: ó mo Dhia, sáor do
searbhfoġantaċ, noċ ċuirios a ḋóiġ ionnad.
3. Déan trócaire orum, a Thiġearna:
óir is ċugadsa ġairim ar feaḋ an láoi.
4. Gáirdiġ anam do ṡearbhfoġantaiġ: óir
is ċugadsa, a Thiġearna, ṫógbhaim su-
as manam.
5. * Óir tusa, a Thiġearna, a-
táoi maiṫ agus maiṫfeaċ: agus ro
ṫrócaireaċ don luċt ġairios ort.
6. Tabhair éisdeaċt, a Thiġearna, dom
urnaiġ: tabhair aire do ghuth mo ġea-
ráin.
7. A ló mo ḃuáiḋearṫa gairfiod
ortsa: óir freagora tú mé.
8. Ní ḃfuil do samhuil se a measc na
ndée, a Thiġearna: * agus ní ḃfuilid
neiṫe cosmhuil red oibreaċaiḃ. * Deut. 5. 24.
9. Tiocfaid na huile ċineaḋaċa do
rinnis, agus do déanaid adhra ós do
ċoinne, a Thiġearna: agus do déanaid
hainm do ġlórуġaḋ.
10. Óir is mór tusa, agus do nír * Deut. 6. 4.
neiṫe iongantaċa: is tú féin Dia * a & 32. 39.
ṁáin. Isa. 37. 16.
& 44. 6.
11. * Teagaisg dam, a Thiġearna, Mar. 12. 29.
do sliġṫeaċa, agus siubólad ann tfi- Ephes. 4. 6.
rinne: coimċeangail mo ċroiḋe ċugad- 1 Cor. 8. 4.
sa deagluġaḋ hanma. * Psal. 25. 3.
& 119. 33.
12. Molfad tú, a Thiġearna mo
Dhia, rem uile ċroiḋe, agus do dé-
nad hainm do ġlórуġaḋ go bráṫ.
13. Óir is mór do ṫrócaire orum-
sa, agus tfuasgail tú manam ó ifri-
onn íosaraċ.
14. O a Dhé, déirġiodar na huáib-
riġ súas am aġaiḋ, agus diarradar
coimṫionól na bfoiréigniġ manum, a-
gus níor ċuireadar tusa as a ccomar.
15. * Aċt atá tusa, a Thi- * Deut. 34. 6.
ġearna Dia, trócaireaċ grásamhuil, ag Vibh. 14. 18.
fulang a bfad, agus lán do ṫró- Ps. 103. 8. &
caire, agus dfirinne. 139. 4. &
145. 8.
16. Féuċ orum, agus déan trócaire
orum: tabhair do neart dot ṡearbhfoġantaċ,
agus tárṫuiġ mac hinneilte.
17. Déan riomsa comharṫa ċum [illegible]
sa, ⁊ faicdis sin an luċt fuaṫuiġios [illegible],
agus bioḋ náire orra: do ḃriġ, a Thi-
ġearna, gur ċunġuiġ tusa leam, agus
go ttugais meisneaċ dam.

# Psalm 87.

Psalm no Caintic do ċloinn Córah.

A Bhunáit féin annsna sléibtib naomṫa,
2. Is ionmhuin le Dia geataḋa Sion ós cionn ionad comhnuighe Iacob uile.
3. Is glórmhar na neiṫe labhartar ortsa, a ċaṫair Dé.
4. Laibheoraḋ ar Rahab, agus ar Bhabilón ris an luċt dar baiṫne mé; deġ Palestina, agus Tirus, maille ris a Netiópia: ann sin do rugaḋ an fersin.
5. Agus a ttaoiḃ Shion a déarṫar, do rugaḋ an fersin agus an fear úd innte, agus an té is ro áirde daingneoċa sé í.
6. Comáireoṁiġ an Tigearna an tan sgriobṫus sé na poibleaċa, do rugaḋ an fersa ann sin.
7. Na cantairiġe ar aon, agus an luċt seinma; biáiḋ mo uile ṫoibreacha ionnadsa.

# Psalm 88.

Caintic no Psalm do ċloinn Córah, don ṗríomhfear ceóil ar Mahalat-leannot, psalm teagaisg Heman an Ezrahiteaċ.

A Thigearna, a Dhé mo ṡlánuiġṫe, do ġoir mé do ló agus d'oiḋċe ar haġaiḋ.
2. Tigeaḋ murnaiġ dot laṫair, claón a nuas do ċluas cum mo éiġme.
3. Oir atá manam lionta lé holcaiḃ: agus atá mo beaṫa ag tarruing a ngar difrionn.
4. Airiġṫear mé maraón ris an luċt ṫéiḋ síos annsa log: atáim mar duine ann nach bfuil neart ar biṫ.
5. Saor a meas na marḃ, mar na marḃ atá na luiġe annsa nuaiḋ, ar nach cuimhniġionn tusa níos mó: noch do gearraḋ amaċ le do láimse.
6. Do ċuir mé annsa log íoċtarach, a ndorċadus, annsna háitib doimhne.
7. Is orumsa ċomhnuiġeas do dibfeirg, agus do buáiḋris mé red uile ṫonnaib.
8. Do áṫruiġ tú a bfad uáim mo luċt cumainn: do rinnis am uaṫbás dóiḃ mé: atáim ar miaḋaġ a stiġ, agus ni ḟéadam teaċt amaċ.
9. Do ni mo ṡúil doilġios buáiḋearṫa: do ġoirios ortsa, a Thigearna, ar feaḋ an laói, do ṡíneas amaċ mo láma ċugaḋ.
10. A ndéanna tú do na marḃuiḃ iongnaḋ? a ndéireoċuiḋ an drong fuáir bás dot ṁolaḋ?
11. An bfoillseoċṫar do ṫrócaire san nuáiḋ? ṫfirinne a ndiothlaithriuguaḋ?
12. A naiṫeontar hoibre iongantaċ annsa dorċadas? ṫfireantás a dtalamh an dearmaid?
13. Aċt misi, do ġoireas ċugadsa, a Thighearna, tiucfa murnaiġ ar maidin ós do ċoinne.
14. A Thighearna, creud fa tteilgir sgeaċaḋ manam? creud fa bfolċann tú haghaiḋ orum?
15. Duine boċt troiṫlighe misi óm óige: fuilngim húaṫbássa, atáim ar mo buáiḋreaḋ.
16. Do ċuáiḋ ṫfearg aidhmhéil thorum, do ghearradar húaṫbáis amaċ mé.
17. Do ghabadar am ṫimcioll amhuil uisge ar feaḋ an laói, ṫangadar go croinn a néinfeaċt am ṫimcioll.
18. Do áṫruigh tú a bfad uáim fear gráḋa, agus cara, agus an luċt dar baiṫhne mé a ndorċadas.

Psalm

## PSALM. 89.

Psalm teagaisg Etan an Tesrahitec.

Canfad trócaire an Tigearna
go brát: foillseoċad tfí-
rinne lēm béul ó ginealaċ
go ginealaċ.
2. Oir a dubairt mē, cuirfidhear tró-
caire súas go brát: daingneoċaid tú
tfírinne fós annsna flaitis. *2 Sam. 7. 11. &c.
3. [Do ráid] do rinneas connrad rem
daóinib togta, tugas * mionna dom
seirbíseac Dáibi.
4. Daingneoċad go brát do slioċt,
agus suideoċad do ċatáoir ríoga ó
ginealaċ go ginealaċ.
5. Agus molfaid na flaiteamhnais
hoibreaca iongantaċa, a Thigearna:
tfírinne fós a ccomċionól na náom.
6. Oir cia annsa spéir is féidir do
ċomórad ris an tTigearna? cia is
cosmail ris an tTigearna a measc cloinne
na neartmar?
7. Is cóir eagla do beit roimhe Dhia
accoimtionól a naom go romór: agus
mod do tabairt dó ós cionn a bfuil na
timċioll.
8. A Thigearna a Dhé na slóg, cia
atá cosmail riot? Tigearna ro ċumas-
aċ, agus atá tfírinne ad timċioll fa
gcuáirt.
9. Riagluidhe tú úabar na mara,
an tan bío a tonna ar dtógbáil súas,
suáimnig tú iad.
Gen. 1. 11. 10. Do bris tú Rahab amail duine
24. 1. ar na sátad tríd; lé láim do neirt
10. 12. do spréid tú do naimde.
11. * Is leatsa na flaitheamh-
nuis, agus fós is leacht an talam:
an saogal agus a iomláine sin do shui-
gid tusa iad.
12. Do ċrutaid tú buó tuáid a-
gus buó deas: Tábor agus Hermon do
dénaid lúatgáire ann hainm.
13. Atá rig neartmhar agad
islāidir do lám agus is árd do deas-
lám.
14. Ceart agus breiteamhnus is
suidheadh dot ċatáoir ríoga: raċaid
trócaire agus fírinne ós coinne haigte.
15. Is sona na daóine dar baitne
a * nfuáim gáirdeac: a Thigearna, siubol- *Numb. 10. 6.
uid a solus do gnúise.
16. Do dénaid gáirdeacus ann hainm-
se ar feadh an laói, agus ann tfírinndas
áirdeoċtar iad.
17. Oir is tusa glóir a neirt,
agus ann tfadbar áirdeochthar ar na-
darc.
18. Oir is ón Tighearna atá
ar sciat, agus isé ar Rig áon náomta
Israel.
19. Annsin do labair tú a ttaidbsi
red náomuib, agus dubairt tú, do ċuir
mē furtaċt ar duine ċumasaċ, dárduig
mē neaċ togta as an bpobal.
20. * Fuáir mē Dáibi mo seirbíseac; *1 Sam. 16.
rem ola náomta dunguid mē ē. 12.
21. Le a mbiaidh mo lámh go
diongmhalta, neartoċaid fós mo
rig ē.
12. Ní díolna an námaid foiréigin air;
ná mac an ċorbaid a buáidread.
23. Agus claóidfiod a eascáirde
da latair féin; agus cráidfiod an luċt
agá bfuil fúat air.
24. Acht béid mfírinne agus mo tró-
caire leision, agus áirdeoċtar a adarc
ann mainm.
25. Cuirfiod a lám mar an ccéadna
annsa muir: agus a lám deas annsna
haibnib.
26. Goirfid sē ċugamsa, a a-
tair is tusa mo Dhia, agus carraic
mo slánaigte.
27. Mar an gcédna do dénna mē
eision na ċéidgin, mós áirde ná Rígte
na talman.
28. Go brát coimeoċad mo tró-
caire dósan, agus biáid mo cunnradh fír-
inneac dó.
29. Agus suideoċad a síol go
brát, agus a ċataoir ríoga mar láete
flaiteamhnais.
30. Má tréigid a mic mo dligead, a-

gus nach siubholuid an mo bhreitheamh-
nus ;

31. Ma thruaillid mo reachta, agus
nach ccoimheaduid maitheanta :

32. Tiucfadsa ansin dfeuchuin a
sáruighthe ris an tslait, agus a ccor-
badh le buillibh.

33. Thairis sin ni bhenfa mé mo
thrócaire deision, agus ni dhénadh bréug
a naghaidh mfírinne.

34. Ni thruaillfiod mo chunnradh, a-
gus ni áithreochad an ni do chuaidh amach
as mo bhéul.

35. Thugas mo mhionna aonuair dar
mo naomhthacht nach dhéanainn breug re Dáibhi.

2Sam.7.16. Luc. 1. 33. Eoin. 12. 34. 36. * Biaidh a shliocht go brath, agus
a chathaoir rioghdha mar na grian ós mo
choinne.

37. Biaidh sé ar na dhaingniughadh go
brath mar an ngealuidh, agus mar fiadh-
nuise firinnigh annsa naer.

38. Acht do thréigis, agus do
dhiúlt tú, do bhi tú ro fheargach red
ungthach.

39. Do bhris tú cunnradh do sherbhi-
sigh, do thruailligh tú a choróin, dá
teilgion chum na talmhan.

40. Do bhris tú fós a fálta uile,
agus do theilgis sios a daingne.

41. Gach a ngabhann an tslighe, creachaid
é : is imdheargadh é dá chomharsanaibh.

42. Dárdaigh tú lámh dheas a námhad,
do gháirdigh tú a naimhde uile.

43. Do iompoighis fós faobhar a
chloidhimh tar ais, agus ni tugais é
sheasamh annsa chath.

44 Thugais air a dhealradh scur,
agus do theilg tú a chathaoir rioghdha go
talamh.

45. Do ghearraidh tú laethe a óige,
dfolaigh tú é le náire.

46. Cá fad foileochus tú thú féin,
a Thighearna, an go brath? an loisg-
fidh thfearg mar teine?

47. Cuimhnigh cred fad mo ré, cred
far chruthuighis a ndiomhaoineas siol A-
daimh uile.

48. Cia hé an duine mhairios, agus
nach bhfaicfe an bás? an saorfa sé
a anam ó láimh ifrinn?

49. Cáit a bhfuilid do thrócaire
roimhe so, a Thighearna, noch do * mhion-
nuigh tú do Dháibhi ann tfírinne. 2Sam.

50. Cuimhnigh, a Thighearna, sgannail
do sherbhiseach, noch iomchruim ann mo bhrol-
lach ó na huile chineadh mór ;

51. Le ar imdheargadar do naimhde,
a Thighearna, ler imdheargadar cois-
céime hungthaidh.

52. Go madh beannaighthe an Tighearna
go brath. Amen, agus Amen.

---

# PSALM. 55.

Urnaigh Mhaoise óglaigh Dé.



A Thighearna, do bhi tú ad ionad
comhnuighe dhuinne ó ghinealach go
ginealach.

2. Sul rugadh na sléibhte,
agus sul ar chumtusa an talamh, a-
gus an saoghal, go deimhin ó sioruidh-
eacht go sioruidheacht atá tú ad Dhia.

3. Iompoigh tú an duine díomhaoin chum
a mhillte, agus a deir tú, fillidh a
chlann Adaim.

4. * Oir mile bliadhan tar éis 2Pet.3.
dul thorit, atáid ad radharcsa mar
an lá a né, agus mar a nfaire annsa
noidhche.

5. Beiridh tú leas iad amhuil
re sruth, atáid mar bu na ccod-
ladh : ar maidin atáid mar fheur do
chlos.

6. Ar maidin bláithigh sé, a-
gus cláochloidh sé ; trathnona
gearthar sios é, agus crionuidh
sé.

7. Oir meathamaoid ann tfeirg, a-
gus atamaoid ar mbuáidhreadh ann do
dhibhfeirg.

8. Do chuir tú ar ccionta ós do
choinne, ar bpeacaidhe folaighthe ós coinne
solus do ghnuise.

9. Oir do chuadar ar laethe uile thorrann

an

aṁ do ḋiḃḟeirgsi, caiṫmid ar mbliaḋna mar sgéul.

10. Laeṫe ar mbliaḋna, is deiċ mbliaḋna agus tri fiċid iad; agus má bhid tre nert, ceiṫre fiċid, is saoṫar agus diomaoines a nert: óir gearrṫar amaċ é go deiṫnesaċ, agus teiṫmid roṁainn.

11. Ciadar bhaiṫne neart ṫfeirge'si, nó do ḋiḃḟeirge do réir heagla?

12. Tegaisg ḋúinn ar laeṫe d'áiriom, ionnus go ttugam ċugainn croiḋe eagnaiḋe.

13. Iompóiġ, a Ṫhiġearna, ca fad, agus bioḋ aiṫreċus ort a ttáob do ṡeirbiseċ.

14. Sásaiḋ sinn go moċ red ṫrócaire, agus do ḋénam lúaṫġáire agus gáirdeċus ar feaḋ ar sáoġail.

15. Tabhair fa deara ḋúinn gáirdeċus do ḋénaṁ do réir na laeṫeaḋ ionar buaiḋir tú sinn, agus na mbliaḋan iona bfacamar olc.

16. Taisbentar hobair dot ṡeirbiseċaib, agus do ġlóir dá ccloinn.

17. Agus bioḋ scéiṁ an Tiġearna ar Ndé orrainn; agus daingniġ oibreaċa ar láṁ orrainn; saoṫair céna ar láṁ daingniġsi sin.

## PSALM. 91.

ANté áitiġios a nuaigníos an té is ro áirde, do ḋéna sé comnuiḋe ar scáṫ a nuileċumachtaiġ.

2. A déarad a ttaob an Tiġearna; mo ḋídean, agus mo ḋaingion; mo Ḋhia, cuirfiod mo ḋóṫċus ann.

3. Go deimin sáorfa sé tusa ó lion a nfiaġaiḋ, ón pláiġ nimniġ.

4. Re na sciaṫán foileoċaiḋ sé tú, agus fá na sciaṫánaib cuirfios tú do ḋóṫċus: is sciaṫ, agus buicléir a ḟirinne.

5. Ni bia faitċios ort ar eagla na hoiḋċe, ar eagla na soiġde eitiollas san ló:

6. On pláiġ noċ siublas annsa doirċadus, nó ón dioġaltas noċ siublas san meaḋón laói.

7. Tuitfid mile ré do ṫáob, agus deiċ mile ar do láiṁ deis; ni ṫiucfa sin ad ġarsa.

8. A máin lé do ṡúilib do ċife tú, agus do ċifir luáiḋeaċt na neimḋiadaċ.

9. Oir don Tiġearna, mo ḋaingionsa, don té is ro áirde do riñe tú hionad comnuiḋe.

10. Ni béarfa áonolc riot, agus ni ṫiucfa an pláiġ a ccomġar dot páilliun.

11. * Oir cuirfe se ḋúalaċ ar a ainglib dot ṫáobsa, dot ċoiméd ann do sliġṫib uile. * Math. 4. 6. Luc. 4. 10.

12. Iomċorruid tú ann a láiṁ: deagla go mbearfaḋ do ċos ré cloiċ.

13. Sailteora ar an leoman, agus ar an mbasilisc: do ḋéna saltairt ar an leoman óg, agus ar an ndragún.

14. Do briġ go bfuil gráḋ aige orumsa, saorfa mé é: áirdeoċad é, do briġ gó ráib fios manma aige.

15. Goirfe sé orum, agus cluinfe mise é: atáimse aige iona buaiḋreaḋ, do ḋéanad a sáoraḋ, agus a glórugaḋ.

16. Do ḋéanad a riar le fad laéṫeaḋ, agus foillseoċad mo slánugaḋ ḋó.

## PSALM. 92.

Psalm, agus caintic do lá na Sáoire.

IS maiṫ adáiil do ḋénam don Tiġearna, agus sailm do ċanaḋ dot ainm, ó tusa is ro áirde:

2. Dfoillsiuġaḋ do ṫrócaire ar maidin, agus t'firinne annsa hoiḋċib.

3. Air aoba deiċ ttéd, agus ar an

tsailmċeolaċ, agus ar an ccláirsiġ,
re guṫ árd.
4. Oir do rinne tú lúaṫġáirech mé,
a Thiġerna, le hobair: do ḃéṫ gáir-
deċus a ngníomharṫaiḃ do lámh.
5. Creud é méd hoibreach, a Thiġer-
na? mar a ndoimhne atáid do smu-
aintiġe.
6. Ni haiṫne do duine bruideamhail,
agus ni tuigionn amadán so.
7. A nuair ḟásaid na ciontaiġ mar
an bféur, agus bláiṫiġid uile luċt
oibriġṫe na huircóide; is ann sin scri-
osṫar iad go síorruidhe.
8. Aċt atá tusa árd go bráṫ, a
Thiġerna.
9. Oir féuċ do naimhde, a Thiġer-
na, óir féuċ do naimhde, meiṫfid siad:
sgréiḃfior luċt oibriġṫe na huircóide
uile.
10. Agus áirdeoċtar madarcsa
mar Unicorn: ungfuiḋear mé ré hola úir.
11. Agus do ċífe mo súil [mo ṁian]
ar mo naimhdiḃ; cluinfid mo ċlúasa na
ciontuiġ éiriġios am aġaidh.
* Hos. 14. 5. 12. * Bláiṫfiġ an fíréun mar ċrann
pailme, mar ċrann Seodar a Lebanon fás-
fuiḋ sé.
13. An luċt plannduiġṫear a ttiġ
an Tiġerna, bláiṫfid siad a ccúirtiḃ
ar Ndé-ne.
14. Do ḃéraid fós toradh úaṫa a
naois léiṫ, méiṫ agus úr béid siad:
15. Dfoillsiuġaḋ go bfuil mo Thi-
ġerna, mo ċarraic, ceart, agus naċ
bfuil éigceart ar biṫ ann.

## PSALM. 93.



Tá an Tiġerna a ríoġaċt,
atá sé ar na éuduġaḋ ré
mórdaċt: atá an Tiġer-
na ar na éuduġaḋ ré neart,
do ċreasruiġ sé é féin:
atá an saoġal fós ar na daingniuġaḋ,
go naċ féidir a ċorruġaḋ.
2. Atá do ċaṫaoir ríoġa ar na
daingniuġaḋ a nallód: ó síorruiḋeaċt
atá tusa.
3. Do tógbadar na tuilte súas,
a Thiġerna, do tógbadar na tuillte
súas a nguṫ: tóigfid na tuilte súas
a ttonna.
4. Os cionn ġoṫa na nuisgeaḋ mór
nuaṫbásaċ, ós cionn mongaiḃ na mara,
is úaṫbásaċ ós áird atá an Tiġerna.
5. Atáid tfiaḋnuisgeaḋ ro ḋearḃṫa:
is dot tiġ is iomċubhuiḋ naómṫaċt go
bráṫ, a Thiġerna.

## PSALM. 94.



A Thiġerna Día, dar dúal
díoġaltas: ó a Dhé dar
dúal díoġaltas, déalraiḋ
amaċ.
2. Tóig tú féin súas, a ḃreiṫim na
talman, tabhair luáiġeaċt do nuáiḃreaċ.
3. Cá fad do ḋéanas an ciontaċ, a
Thiġerna, a cá fad do ḋéanas an cion-
taċ caiṫréim?
4. [Ca fad] biáid siad ag lúaḋ,
agus ag labairt neiṫe cruaiḋe? cá
fad biáid siad ag síorċaint an méid
oibriġios éigceart?
5. Brúiġid siad do ḋaoine, a Thi-
ġerna, agus buáidrid siad hoiġreaċt.
6. Marḃuid siad an baintreaḃaċ,
agus an duine coigríċe, agus do níd
feall ar an ndilleaċta.
7. * Agus a deirid siad, ni ḟaicfe * Psal. 10. 11. & 13. Seanraiti. 10. 12.
an Tiġerna sin, ni tuigfiḋ Día Iá-
cob é.
8. Tuigidhe, a bruideamhla a measg na
ndaóine, agus sibhse a ḋaóine leamha,
cá huáir beiṫise eagnuiġe?
9. * An té suiḋios an ċlúas, naċ
ccluinfe sé? an té ċumas an tsúil, * Exod. 4. 11
naċ bfaicfiḋ sé?
10. An té smaċtuiġios na cineaḋaċa,
naċ ttiubhraiḋ sé aċmusan uáḋ?
an té múinios éolus don duine, [naċ
bia a ḟios aige?]
11. Is

* 1 Cor. 3. 20. 11. * Is aiṫne don Tiġearna smuáintiġe an duine, gur díomaóineas iad.

12. Is sona an duine, a Thiġearna, noċ smaċtuiġios tusa, agus mhúineas tú as do dliġeaḋ;

13. Do ṫabhairt suaimhnis dó a láeṫiḃ a uilc, nó go ttoċaltar poll don ċiontaċ.

14. Óir ní ṫeilgfiḋ an Tiġearna a ḋaoine féin uaḋ, agus ní ṫréigfiḋ sé a oiġreaċt.

15. Óir fillfiḋ breiṫeamhnus ċum ceirt, agus leanfaiḋ a uile díreċ a ccroiḋe é.

16. Cia éireoċus súas ar mo sonsa a naġaiḋ luċt dénta a uilc? cia ċuirfios é féin ar mo son a naġaiḋ luchta oibriġṫe na heaccóra?

17. Acht muna beiṫ go raiḃ an Tiġearna na ċungnaṁ agam, ní mór naċ biaḋ manam san nuáiḋ.

18. A nuáir a dubhras, sciorraiḋ mo ċos: do ċoṁáin do ṫróċaire súas mé, a Thiġearna.

19. A niomad mo smuáintiġṫe ionnam a stiġ do ṫaitniġiodar do ċomhfurtaċa rem anam.

20. An mbia cumann riotsa ag caṫaoir na huirċóide, noċ ċumas ciġceart re dliġeaḋ?

21. Coimċenglaid iad féin a naġaiḋ anma a nfirein, agus damnuiġid an neimċiontaċ.

22. Acht biáiḋ an Tiġearna mar ċumdaċ agamsa, agus mo Ḋhia mar ċarraic mo ḋídin.

23. Agus fillfe sé orra féin a gcionta, agus ann a nurċóid gearrfa sé amaċ iad, sgriosfa an Thiġearna ar Ndia iad.

## PSALM. 95.

Tagaiḋ, déanam luáṫġáire ċum an Tiġearna; déanam fuáim ġáirdeaċ do ċarraic ar slánuiġṫe.

2. Tagam do láṫair a aiġṫe re tabhairt buiḋeaċuis, agus déanam fuáim luáṫġáireċ ċuige re Salmuiḃ.

3. Óir is Dia mór an Tiġearna, agus Rí mór ós cionn na nuile dhée.

4. Iona láiṁ atáiḋ uile áite doiṁne na talman, agus áirde na ccnoc iona ċumachtuiḃ.

5. Is leis an muir, agus é féin do rinne í, agus do ċumadar a láma an fearann tirim.

6. Tagaiḋ, déanam aḋra, agus cláonam: filliom ar nglúine ós coiṁne an Tiġearna ar ccruṫuiġeóir.

7. Óir is eision ar Ndia, agus sinne pobal a ṁhinir, agus caoiriġ a láiṁ: a niuġ má éistiġe a ġuṫ,

8. * Ná cruáiḋiġe bur ccroiḋe, mar do rinneaḃar a Meribah, amhuil is a ló * Massah san ḃfásaċ. * Eabh. 3. 7. & 4. 7. * Uibhr. 14. 22, &c. Exod. 17. 2. & 7.

9. Mar ar ċuireadar bur naiṫre caṫuġaḋ orum, do ḋearḃuiġeadar mé, agus do ċonncadar moibreaċa.

10. Do bí mé dá ficciod bliaḋan ar mo buáiḋreaḋ ris an nginealaċsa, agus a dubras, is pobal seaċránaċ a gcroiḋe iad, agus níor aiṫne dóiḃ mó sliġṫeaċa.

11. Dar mionnuiġios am fearg, naċ raċaidis a steach dom suaimhneas.

## PSALM. 96.

Canuiġ * don Tiġearna caintic nuáḋ: canuiġ don Tiġearna a talaṁ uile. * 1 Cor. 16. 23.

2. Canaiḋ don Tiġearna, beannuiġiḋ a ainm: foillsiġiḋ a slánuġaḋ ó ló go ló.

3. Innsiġiḋ a measg na ngeinteaḋ a ġlóir: a ionganta a measg na nuile poibleaċ.

4. Óir is mór an Tiġearna, agus is ionmolta go hiomarcaċ, is ineagla é tar na huile dhée.

5. Óir is iodail uile dhée na ndaoine,

acht isé an Tiġerna do riñe na neim-
ḋa.
6. Atá glóir ⁊ daṫamlaċ ós a ċoiñe:
atá neart agus sgéim iona ṡanctóir.
7. Tugaiḋ don Tiġerna, a ċinéul
na bpoibleaċ, tugaiḋ don Tiġerna
glóir agus neart.
8. Tugaiḋ don Tiġerna glóir dá
ainm, tugaiḋ oſráil, agus tagaiḋ a
steaċ iona ċúirtib.
9. Adhraiḋ an Tiġerna a sgéim a
náomṫaċa: bioḋ eagla oraiḃ roimhe, a
ṫalaṁ uile.
• Psal. 98. 1. & 97. 1. 10. * Abraiḋe a measg na ngeinteaḋ,
atá an Tiġerna a rioġaċt: dain-
gneoċar fós an doman, go naċ ccor-
róċar é: do ḋéana sé breiṫeamnus ar na
poibleaċaiḃ a bfíréuntaċ.
11. Déindis na flaiṫeamnuis gáir-
deaċus, agus bioḋ lúaṫġáire ar an
ttalaṁ: déanaḋ an muir búireaḋ, agus
gaċ a bfuil inte.
12. Lingioḋ an maġ le lúaṫġáire,
agus a bfuil ann: ansin lúaṫġáirfid
croiñ na coilleaḋ,
13. Os coiñe aiġṫe an Tiġerna;
óir atá sé ag teaċt, ag techt do
ḋéanaṁ breiṫeamnuis ar an ttalaṁ: do
ḃéara sé breiṫ ar a tsaoġal a bfír-
éuntaċ, agus ar na daóinib iona fí-
riñe féin.

---

# PSALM. 97.



Tá an Tiġerna a rioġaċt,
bioḋ lúaṫġáire ar an tta-
laṁ: déanaḋ a niomad oiléun
gáirdeaċus.
2. Atá néulla agus dorcadus
• Psal. 89. 15. fa ccuáirt na ṫimċioll: * fíréuntaċ ⁊
breiṫeamnus is áit dá ċaṫaóir rioġa.
3. Téid teine roimhe, agus loisgfe
sí a naimde fa ccuart na ṫimċioll.
4. Do ṡoillsiġ a ṫinteaċ an doman,
do ċoṁnairc an talaṁ sin, ⁊ do ċrioṫnuiġ
sé.
5. Do ḃádar na sléibhte ar leaġaḋ
amhail céir ar aġaiḋ an Tiġerna: ar
aġaiḋ Thiġerna na talṁan uile.
6. Foillsiġid na flaiṫis a ḟíréun-
taċ, agus do ċid na daóine uile a ġlóir.
• Exod. 20. Lebhit. 26. Deut. 5. 8. 1. 6. 7. * Go maḋ claóiḋte béid siad
uile, noċ do ní seirbhís diomáiġ ġrá-
bálta, noċ do ní iad féin aiḋbéil as
iodalaib: cláonuiḋ sib féin dó, a
dhée uile.
8. Do ċúaluiḋ Sion, agus do ḃi
lúaṫġáireaċ: do riñeadar inġiona Iú-
dah subaċus, do bríġ do breiṫeamnuis,
a Thiġerna.
9. Oir atá tusa, a Thiġerna, árd
ós cioñ na talmhan uile, atá tú
ar hárduġaḋ go mór ós cioñ na nuile
dhée.
• Psal. 34. 14. Amos 5. 15. Roma. 12. 9. 10. * A ḋream ler bionmhuin an Tiġ-
erna, fuaṫuiġesi an tolc: coiméud-
uiġ sé anmaña a náoṁ, sáoruiḋ sé iad
as láiṁ an ṗeacaiḋ.
11. Do síolaḋ solus do nfíréun, a-
gus lúaṫġáire don direaċ a ccroiḋe.
12. Lúaṫġáiriġiḋ annsa Tiġerna,
sibhsi a ḟíréuna, agus moluiḋ cuimhne
a náoṁṫaċa.

---

# PSALM. 98.

Canuiḋ don Tiġerna caintic
nuaḋ; óir do riñe sé neiṫe
iongantaċa: do ṫárṫaiḋ a
láṁ deas, agus a ríġ náoṁ-
ṫa é féin.
• Psal. 34. 14. 2. * Do ċuir an Tiġerna a ṡlánu-
ġaḋ a numail; a radharc na ccineaḋaċ
dfoillsiġ sé a ḟíréuntaċ.
3. Do ċuimniġ sé a ṫrócaire, agus a
ḟíriñe do ṫiġ Israel: do ċoncadar
téoraña na talṁan uile slánuġaḋ ar
nDée.
4. Déan fuáim lúaṫġáireaċ ċum an
Tiġerna, a ṫaluiṁ uile; déan fuáim
ṫaiġisin, déan gáirdeaċus, ⁊ can salm.
5. Canuiġ ċum an Tiġerna ris an
ccláirsiġ; ris an gcláirsiġ, agus ré
guṫ salm.
6. Re

6. Ne trumpadóigh, agus re guth an cornet dénaidh fuaim lúathgháirech ós coinne an Tighearna an Righ.

7. Dénadh an muir mongar, agus a hiomláine, an saoghal agus an dream comhnuighios ann.

8. Buáilidis na haibhne a mbasa fa chéile, dénidis na sléibhte lúathgháire,

Psal. 96: 13. 9. Os coinne an Tighearna: * óir atá sé ag teacht do bhreith breithe ar an ttalamh: do dhéna sé breitheamhnus ar an ttalamh re firéuntas, agus ar na poiblechaibh re cert.

## Psalm. 99.

Atá an Tighearna a rioghas, bíodh criothnughadh ar na poiblechaibh: suidhe sé idir na Cherubinibh, corruigheadh an talamh.

2. Atá an Tighearna mór a Sion, ⁊ is árd eision ós cionn na nuile pobal.

3. Molaidis hainm mór úathbhásach: óir is naomhtha é.

4 Agus is ionmhuin re neart an Righ breitheamhnus: daingnidh tú cert, do ni tu breitheamhnus agus cert ann Iacob.

5. Árduighidh an Tighearna ar Ndia, agus dénaidh umhla do stól a chos: óir is náomhtha é.

6. Maóise agus Aaron a measg a sagart, agus Samuel a measg na druinge goirios ar a ainm: do goireadar ar an Tighearna, agus do chúala sé iad.

7. A bpileur neóill do labhair sé riu: do choimhéadadar a thiadhnuisi, agus na reachta tug sé dóibh.

8. O a Thighearna ar Ndiane, do chúala tú iad: ad Dhia maitheach do bhí tú dóibhsion, acht chena ag dénamh dioghaltais ar a naindlighthibh.

9. Árduighidh an Tighearna ar Ndiane, agus dénaidh umhla chum a chnuic naomhtha: óir is naomhtha an Tighearna ar Ndiane.

## Psalm. 100.

Déanaidh fuaim lúathgháirech chum an Tighearna, a talamh uile.

2. Dénaidh seirbhis don Tighearna re lúathgháire: tigidh ós coinne a aighthe re gáirdeachus.

3. Bíodh a fios agaibh gur bé an Tighearna is Dia; is é do rinne sinne, agus ni sinn féin; is sinne a dhaoine, agus caóiriuigh a inbhir.

4. Ingidh a steach ann a gheataibh maille re tabhairt buidheachais, iona chúirtibh lé moladh: molaidh é, agus beannuigh a ainm.

5. Oir is maith an Tighearna; is siorruidhe a thrócaire, agus a fírinne ó ghinealach go ginealach.

## Psalm. 101.

Psalm Dháibhi.

Trócaire agus breitheamhnus canfas mé; dhuitse, a Thighearna, canfas mé salm.

2. Tuigfe mé a slighe iomláin cá huáir tiocfas tú chugam: siubhólad a ndioghrais mo chroidhe a meadhón mo tighe.

3. Ni chuirfiod ní ar bith urcóideach ós coinne mo shúl: is beag orum gníomhartha na ndaóine noch chláonas; ni cheangolaidh sé diom.

4. Deileochaidh croidhe fiochmhar liom: ni aithneocha mé droch duine.

5. An té sganruighios a chomharsa ós iseal, gearrfad eision amach: an tárrachta a radharc, agus an tuáibhrech a ccroidhe, leision ni fhuilngim iomchar.

6. Biáidh mo shúile ar dháoinibh fírinnecha na talman, ionnus go náitreabhaid am fochair: an ti siubhlus a slighe iomláin, is é do dhénas seirbhis damhsa.

7. Ni

7. Ni ḃḟuiġe ſé áitreaḃ an mo tiġ, noċ do ni cealg: an té do labrar bréaga, ni ḃḟuiġe comhnuiġe óſ coiṁe mo ſhúl.

8. Sgriosſa mé go moċ uile ċionntuiġ na talṁan: ionnus go ngearrſa mé amaċ ó ċaṫruiġ an Tiġearna gaċ a noibriġeann éigceart.

---

## PSALM. 102.

Urnaiġ ar ſon duine buaiḋearṫa, an tan bioſ ſé ar na ſáruġaḋ agus ḋóirtioſ a ġearán óſ coiṁe an Tiġearna.



A Thiġearna, cluin murnaiġ, agus tigeaḋ mo ċomhġáir ċugadſa.

2. Ná folaiġ haġaiḋ orum anſo ló a mbiaḋ a mbuáiḋreaḋ, claon ċugam do ċluas: anſa ló ġairfioſ mé, freaġair mé go luaṫ.

3. Oir do cnáóiḋeaḋ mo láeṫe mar ḋeataċ; agus atáid mo ċnáma ar na loſgaḋ mar ṫinntean na teineaḋ.

4. Atá mó ċroiḋe ar na buáladh, agus crion mar ḟéur: óir do ḋearmaid mé marán ḋiṫe.

5. Do briġ gotá mo ċneadaiġ ceangluiḋ mo ċnáma dom ḟeóil.

6. Is coſṁuil mé riſ an bpelicán anſa ḋioṫram: atáim mar ulċáċban na nuáigneas.

7. Do nim faire, agus atáim mar ġealbonn na áonar ar ṁullaċ an tiġe.

8. Scanluiġid mo naiṁde mé ar feaḋ an laói: an ḋrong atá ar meire am agaiḋ, atáid air a mionnuibh am aghaidh.

9. Oir a duáiġ mé luáiṫ aṁuil arán, agus do ċomaſg mé mo ḋeoċ re gul:

10. Do briġ ḟeirge agus ḟeirge agus ḟeirge ṡíoċa: óir do ċuir tú ſuas mé, agus do teilg tú ſioſ mé.

11. * Is coſmhuil mé re ſcáile, noċ ṫrilluiġioſ: agus atáim aṁuil féur ar ccrionaḋ.

12. Acht tusa, a Thiġearna, maireas go ſiorruiḋe, agus do ċuiṁne ó ġinealaċ go ginealaċ.

13. Eireoċa tú, do ḃéura tú tróċaire ar Shion: óir atá aimsir grássa do ḃéanaṁ uirre, a nuáir ċinte ar ttecḋt.

14. Oir atá dúil ag do ſeirbiseaċaib iona cloċaib, agus do nío truáiġe dá luáiṫreaḋ.

15. Ionnus go mbia eagla ar na geinṫib roime ainm an Tiġearna, agus ar uile Riġṫib na talṁan roime do glóir.

16. A nuair ċuirfeas an Tiġearna Sion ſuas, do ċiṫfiġear iona glóir é.

17. Dearcfaiḋ ſé ar urnaiġ na nairriſiol, agus ni tarcuiſnfiġ ſé a nguiḋe.

18. Scriobṫar ſo don ġinealaċ tiocfas: agus na daóine cruṫeoċṫar, molfaiḋ an Tiġearna.

19. Oir ḋféuċ ſé a nuas ó áirde a náomṫaſa, do ċonnairc an Tiġearna ó na neaṁuiḃ, an talaṁ:

20. Chum go ccluinfeaḋ ſgnaċ an ṗrioſúnaigh, go ſcaóileaḋ ſé clann an báis;

21. Dfoillſiuġaḋ anma an Tiġearna a Sion, agus a moladh ann Ierusalem.

22. Aran ċruinneoċṫar na daóine a néinfeaċt, agus na rioġaſa ċum ſeirbiſe do ḋéanaṁ don Tiġearna.

23. Do buáiḋir ſé mo neart anſa tſliġe, do ġearraiḋ ſé mo laeṫe.

24. A duḃairt mé, ó mo Dhia, ná beir as mé a meaḋonn mo laeṫe: tré ginealaċ na nginealaċ atáid do bliaḋnaſa.

25. * O toſaċ do ſuiġiḋ tú bunáit na talṁan: agus ſiad na flaiṫis oibreaċa go láṁ.

26. Meiṫfid ſiad, aċt maire tuſa: raċaid uile a ccaiṫeaṁ mar ṡeaċ; mar ċulaiḋ do ḃéana a malairt, agus biáid ar na niomlaóiḋ.

27. Aċt is tuſa an ti ceudna, agus ni ċríoċnoċṫar do bliaḋna.

28. Coiṁneoċaiḋ clann do ṡeirbiseaċ, agus daingneoċar a ſioſ aḋ fiaḋnuiſi.

*1 Sam 4. 6. Seam. 1. 10.

*Exod. 3. Deut. 5. Vibh. 14. Neh. 9. 1 Psal. 86. Ier. 32. 1

*Eabhr. 1. 10.

## PSALM. 103.

Psalm Dháibi.

Beannuigh, ó manam, an Tighearna, agus mo ionatar uile a ainm náomhtha.

2. Beannuigh, ó manam, an Tighearna: agus ná dearmaid a thiodhlaicthe uile.

3. Noch mhaithios do chionnta uile; noch leigheasios hule easláintighe.

4. Noch fhúasglas hanam ó sgrios: noch chuirios coróin maitheasa agus thrócaireadha chinéulta ort.

5. Noch shásuighios do bhéul ré maith: atá hóige ar na hathnúaghadh mar iolar.

6. Do ni an Tighearna ceart agus breitheamhnus do gach éon a leattrom.

7. Dfoillsigh sé a shlightheacha do Mhaóise, a oibreacha do chlannuibh Israel.

*Exod.34.7. Deut.5.10. Num.14.18. Neh.9.17. Psal.86.15. Jer.32.18.

8. * Atá an Tighearna grásamhuil agus lán do thruáighe, fad fhuilingeach, agus diomud trócaire.

9. Ni biáidh sé choidhce a nimreasuin, ni mó chuimheochus sé a fhearg go siorruidhe.

10. Ni do réir ar cciontadh do rinne sé dhúinn, agus ni do réir ar néigceirt tug sé luáidheacht dhúinn.

11. Acht mar atá áirde na neamh ós cionn na talman, atá a oineach comhmór sin don luchd air a bhfuil a eagla.

12. Comfhad atá a náird soir ó náird siar do chuir sé ar bpeacuidhe uáinne.

13. Mar bhíos truáighe ag athair dá chloinn, is marsin atá truáighe ag an Tighearna don luchd ag a bhfuil a eagla.

14. Oir is aithne dhó ar bfoirm, cuimhnigh sé gur luáithreadh sinn.

[...]br.1.10.

15. An duine, mar an bféur atáid a laethe, mar bhláth an mhagha is marsin bhías ag bláthughadh.

16. Oir théid an ghaoth thairis, agus ni bhfuil sé ann, agus ni aitheonuidh a ionad féin é ó sin amach.

17. Acht atá trócaire an Tighearna ó shiorruidheacht go siorruidheachd ag an luchd ag a bhfuil a eagla, agus a fhíréuntas do mhacaibh mac:

*Deut.7.9.

18. * Don luchd choimhéudas a chunnradh: don luchd chuimhnighios a aitheanta dá ndéanamh.

19. Do shuidhigh an Tighearna a chathaóir ríogha ar neamh, agus atá a ríoghacht ag riaghlughadh ós cionn a nuile.

20. Beannuighidh an Tighearna a aingle féin, noch atá árrosa a neart, ag comhall a aitheanta; ag tabhairt aire do ghuth a bhréithre.

21. Beannuighe an Tighearna, a shluaghsan uile, a lucht fritheóilte noch do ni a thoil.

22. Beannuighe an Tighearna a oibreacha uile annsa nuile áit da thighearnas: beannuigh, ó manam, an Tighearna.

## PSALM. 104.

Beannuighe an Tighearna, ó manam: ó a Thighearna mo Dhia atá tú ro árrachta re honóir, agus re mórdhacht atá tú éudtuighthe.

2. Ag cur sholuis mar éadach ort, ag sineadh na bhflaitheas amach mar chuirtin.

3. Noch chuirios annsna huisgeadhuibh a sheomruidhe úachtaracha, noch do ni a charbad do na néulluibh, noch shiubhlas ar sciathánuibh na gaóithe.

4. * Ag déanamh spiorad dá ainglibh: teine lasamhuil da mhinistribh.

5. Noch shuidhios an talamh ar a fhulangaibh, go nach ccorruighthear é go brát.

6. Nus a ndubhaigéan mar bhrát, dfoluigh tú é: ós cionn na sliabh do

seasadair na hreisgeḋa.

7. Od aċmusansa do ṫeiṫiodar: ó ghuṫ do ṫóirrnighe do deiṫfrighedar rompa.

8. Tiaghaid na sléibte súas, tigid na glenta a nuas ċum a nionaid dórduigh tusa dóib.

9. Do ċuir tú téorma ciṅte, noċ naċ sáireoċuid siad: go naċ ḟillfid siad dfolaċ na talman.

10. Noċ ċuirios toibreċa ann sna glentaib, idir na cnocaib siubluid siad.

11. Do beirid deoċ duile ainmiḋe an mhachaire: coisgid na hassail ḟiaḋta a ttart.

12. Na bfoċair so ċommuighios Enlaiġ a naiéir, a measg na mbengán do beirid a nguṫ.

13. Fliuċuiḋ sé na cnuic ó na seomruidib úaċtarach: re toradh hoibreċsa do lionaḋ an talam.

14. Do beir sé ar an bféur fás do náirnéis, agus an luib ċum maṫesa an duine: ċum aráin do ṫabairt amaċ as an ttalam:

15. Noċ do gháirdiġios croiḋe an duine re fion, beir ar agaiḋ deálruġaḋ re hola, agus neartuiġios croiḋe an duine re harán.

16. Atáid croinn an Tigerna sásuighṫe, sedair lebanon noċ do plannṫoigh sé.

17. Mar a ndenuid a nénlaiṫ a nead: an storc, isé an crann giumhais a ṫigh.

18. Na ċnoic árda is didean do na gabraib fiaḋta, agus na carraige do na cominib.

19. Do riṅe sé an ghealaċ cum aimsiordaċt; is aiṫne don ġréin a dul faoi.

20. Cuirid tú dorċadas, agus biáid a noiḋċe ann: is annsin snáiġid amaċ uile beaṫuiġ állta na coilleaḋ.

21. Na leomuin ag búirfiḋe chum a gcreiche, ag iarruiḋ a mbiḋ ó Dhia.

22. Eirġe an ġrian, tigid siad ar a nais, agus luiġid iona nuámuib.

23. Rachaidh an duine amaċ ċum a oibre, agus chum a sáoṫair go tráṫnóna.

24. Ca lion hoibreċa, a Thiġerna? a ngna do riṅe tú iad uile: atá an talam lán dot saiḋbrios.

25. A nfairrge fós adbal fairsing, annsin atá gaċ ni snáiġios, agus ataid dó-áirme, beaṫuighe bega agus móra.

26. Annsin imṫiġid na longa, an miol mór, noċ do chruṫaiġ tusa do súgraḋ annsin.

27. * Feiċtid siad uile ortsa, ċum a mbeaṫa do ṫabairt dóib iona ham féin.

28. Do beir tusa dóib é, agus cruinnighid siad é: fosclaiḋ tú do lámh, agus sásuighear iad re maiṫ.

28. Folċuigh tú haġaidh, agus atáid siad buaiḋearṫa: tairnge tú a nanál ar a hais, agus eugaid siad, agus fillid chum a luaiṫrigh féin.

30. Cuirir do spiorad uáid, agus cruṫuiġear iad, agus aṫnuaiḋṫear aghaidh na talman.

31. Biaiḋ glóir an Tighearna go siorruiḋe? do dénaiḋ an Tiġerna lúṫghair iona oibreċaib.

32. Féuchuiḋ sé ar an ttalam, agus criośnuiġ sé: beannuigh sé leis na sléibtib, agus do nid deatach.

33. Canfad don Tiġerna an ccéin marfiod: canfad salm don Tighearna an ccéin biad ann.

34. Bu milis mo smuáintighṫe da ṫaobsan: do dénad gáirdeachus ansa Tighearna.

35. Go sgriostar na pecaiċ amaċ as an ttalam, agus ná raib na ciontuigh ann nios mó: beannuigh, ó manam, an Tighearna: beannuiġe sibsi an Tiġerna.

* Gen. & 2. 26. 3 13. 6 Luc. Eabh.

* Gen. & 15.

psalm 105.

* Gen. 37. 2

* Gen. 39. 20


Ugaidh * buiḋeachus don Tiġerna; goirid ar a ainm; foillsiġid a measg na gcineadach a ghniomartha.

* Gen. 41. 14.

Canuiḋ

2. Canaidh dó, canaidh psalm dó: labhraidh ar a iongantaibh uile.

3. Dénaidh glóir iona ainm náomhtha: dénadh a gcroidheśion gáirdeachus noch sirios an Tighearna.

4. Iarraidh an Tighearna, agus a neart: iarraidh a aghaidh a gcomhnaidhe.

5. Cuimhnighidh a ionganta, noch do rinne sé, a chomharthadha agus breitheamhnus a bhéil.

6. Sibhsi, a shíol Abrahaim a sheirbhíseach, sibhsi a chlann Iácob, a dhaoine toghtha.

7. Is eision an Tighearna ar nDia: atáid a bhreitheamhnus ann sa talamh uile.

8. Cuimhnighidh sé go siorraidhe a chunnradh: an briathar noch do aithin sé go ceann mile ginealach;

9. * Noch do cheangail sé le Abraham, agus a mhionna do Isaac.

*Gen. 17. 2. & 22.16. & 26.3. & 28. 13. & 35.11. Luc. 1. 73. Ebhr. 6,17.

10. Agus do dhaingnigh sé é do Iácob mar dhligheadh, do Israel mar chunnradh siorraidhe.

11. * Ga rádh, duitsi do bhérassa misi talamh Chánáan: líne bhur noighreachta.

*Gen. 13.15 & 15.18.

12. A nuáir do bhádar beagán daoine; ro bheagán, agus na gcoigcríochaibh ann sin.

13. Agus do shiubhladar ó chineadh go cineadh: ó ríoghachd go daoinibh oile.

14. Níor fhulaing sé duine éigin éccóir do dhénamh orra, acht tug aithfior ar a son do Ríghthibh:

15. Ga rádh, ná beanaidh lém ungthachaibh; agus dom fháighibh na dénaidh dochar.

16. Agus do ghoir sé gorta ar an ttalamh, agus do bhris sé a nuile * stór aráin.

17. Agus do chuir sé duine rompa: * Ióseph, noch do díoladh mar sheirbhíseach.

*Gen. 37.28

18. * Do ghortuigheadar ris an ngeimiol a chosa: do chuireadh a niarann é.

*Gen. 39.20.

19. Gus a nam a ttáinic a bhriathar, do dhearbh glór an Tighearna é.

20. * Do chuir an Rígh, agus do sgaoileadh é, uachtarán na ndaoine agus do léig é saor uadh.

*Gen. 41.14.

21. * Do chuir sé é na thighearna ar a thigh, agus na uachtarán iona shealbhaibh uile. *Gen. 41.40

22. Do cheangal a phrionnsoidhe ar a thoil féin, agus a chomhairleacha chum go ndénadh eagnaidhe iad.

23. Agus do chuáidh Israel don Néigipt, agus do chomhnaidh Iácob a ttalamh Cham. *Gen. 46.6

24. Agus tug ar a dhaoinibh méadughadh go mór: agus do rinne iad ní bu láidire ná a naimhde.

25. * Do iompóigh sé a ccroidhe chum a dhaoine dfuathughadh, agus chum meabhla do dhénamh ar a sheirbhíseachaibh. *Exod. 1. 8.

26. * Do chuir sé uadh Maóise, a sheirbhíseach, agus Aaron noch do thogh sé féin. *Exod. 3 10.

27. * Do chuireadarsan iona measg briathra a chomharthadh, agus a ionganta a ttalamh Cham. *Exod. 7. 9

28. * Do chuir sé dorchadas chuca, agus do bhí sé dorcha, agus níor cheannairgeadar a naghaidh a bhréithre. *Exod. 10.22

29. * Do iompoigh sé a nuisgeadha a bhfuil, agus do mharbh sé a niasg. *Exod. 7.20.

30. *Thug a ttalamh amach losgainna go lionmhar: a seomradhaibh codalta a Ríghthe. *Exod. 8. 6.

*Exod. 8.17. & 24.

31. * Do labhair sé, agus táinic cuileasg do chuileógaibh, míola iona ttcorannaibh uile.

32. * Do rinne sé cloichshneachta da gceathaibh; teine lasardha iona ttalamh. *Exod. 9.23

33. Agus do buáil sé a bfíneamhnaibh, agus a ccrann fíge, agus do bhris sé crainn a leithimil.

34. * Do labhair sé, agus táinic an lócust, agus an caterpiller, agus níor fhéidir a náireamh. *Exod. 10.4

35. Agus a duádar a nuile luibh iona ttalamh, agus a duádar suas toradh a bhfearainn.

36. * Agus do buáil sé a gcéidgeine iona ttalamh, tosach a neirt uile. *Exod 12.29

37. * Agus tug sé leis amach iad maille re hairgiod, agus re hór: agus ní raibh duine meinthnech ann a ttreabhaibh. *Exod. 12.36.

38. * Do bhí an Néigipt lúathgháireach Exod. 12 35

a nuġ do imġeaḋar : óir do ṫuit a neagla
orra.
* Exod. 13. 21. 39. * Do leaṫnuiġ sé néull mar ḟo-
laċ, agus teine do ṫabairt solais san
noiḋċe.
* Exod. 16. 12. 40. *Diarradar, agus tug se ċug-
ta na gcearragoirt : agus do sásuiġ
sé iad re harán ó neiṁ.
* Exod. 17. 6. Uibhr. 20. 11. 41.* Dfosgail sé an ċarraic, a-
gus do liniġeadar na huisgeaḋa amaċ :
1 Cor. 10. 4. do reaṫadar a náitiḃ tiorma mar
sruṫ.
42. Oir do ċuiṁniġ sé briaṫar a
naoṁṫa sa do Abraham a seirḃiseaċ.
43. Agus ṫug se leis amaċ a ṁuin-
tir lé gáirdeaċas, a ḋaoine toġṫa lé
luaṫġáire.
* Jos. 3. 17. 44.* Agus ṫug sé ḋóiḃ fearann na
Deut. 6. 10. gcineaḋach ; agus do ġabadar sáo-
ṫar na ndaoine mar oiġreaċt.
45. Ionnus go ccoingṁaidis a reaċta,
agus go ccoiṁeadaidis a ḋligṫe. Asol-
aiḋeasi an Tigearna.

## PSALM. 106.



* Psal. 107. 1. 118. 1. & 13. & 1.
*Olaiḋe an Tigearna, óir is
maiṫ é ; óir maird a ṫró-
caire go siorruiḋe.
* Jos. 13. 21 2. *Cia ḟédas neart an
Tigheanna ċanaṁuin, a ṁo-
laḋ uile dfoillsiughaḋ ?
3. Is sona an drong noċ coiṁedas
breiṫeaṁnus, an ti do ni fíréuntas
san uile am.
4. Cuiṁnigh orumsa, a Thighearna,
re ḟabar do ḋaoine : fiosruigh mé
red slánughaḋ :
5. Ionnus go bfaicce mé maiṫ do
ḋaoine toghṫa, go ndéna mé gáirde-
ċus a luaṫgháire do ḋaoine : go
ndéna mé glóir led oighreaċt.
* Breit. 7. 6.* Do peacaigheamar lé ar naiṫriḃ,
do riġneamar cionta, do riġneamar neiṫe
coirpe.
7. Níor tuigeadar ar naiṫre do

ṁiorbuileasi san Négipt, níor ċuiṁnigh-
eadar iomad do ṫróċaireaḋa : acht do
ċuirgeadar ag an muir, * ag an muir * Exod. 14. 1. & 12 13.
ruaiḋ.
8. Acht ċeana do sáor sé iad ar
son a anma féin, ċum a ċumas do ċur
a nuṁail.
9. Agus do imḋeaguigh sé an muir ruaiḋ,
agus do tiormuigheaḋ súas í : agus
tugaḋ orrasan siubal anís na haigéin-
iḃ mar an ndioṫram.
10. Agus do sáor sé iad ó na lám-
aiḃ sion, noċ do ḟuaṫaig iad : agus
dfuasgail sé iad amaċ as láiṁ na ná-
maḋ.
11. * Agus dfoluigh na huisgeaḋa
a naiṁde : níor ḟágbaḋ áon aca. * Exod. 14. 27 & 15. 5
12. * Annsin do ċreideadar a bria-
ṫra, do ċanadar a ṁolaḋ. * Exod. 14. 31. & 15. 1
13. * Do ḋearmadar go doiṫ a oib- * Exod. 15. 24 & 17. 2
reaċa ; níor ḟanadar lé na ċomhairle.
14. † Agus do riġneadar antoil re † Uibhr. 11. 4. 1 Cor. 10. 6
hainmian san diṫreaḃ, agus do ċuir-
eadar catughaḋ ar Ḋhia anís a nuáig-
nios.
15. † Agus ṫug sé ḋóiḃ a niar- † Uibhr. 11. 1.
ratas ; act do ċuir cruas a steach
iona ccroiḋe.
16. † Agus do ṫnúṫuigheadar re † Uibhr. 16. 1
Maóise anís a ċampa, agus re Aa-
ron áon náoṁṫa an Tighearna.
17. † Dfosgail an talaṁ, agus † Uibhr. 16. 31. Deut. 11. 6.
do sluig sé Dátan, agus dfoluigh
sé comṫionól Abiram.
18. † Agus do lasaigheaḋ teine † Uibhr. 16. 35. & 46.
iona ccomdáil, do loisg an lasair súas
na cionṫuigh.
19. † Do riġneadar láogh an Hó- † Exod. 32. 4
reb, agus do aḋradar don [iomáigh]
leaghṫa.
20. Agus do aṫruigheadar a nglóir
a gcosaṁlas daiṁ, noċ itios féur.
21. Do ḋearmadar Dia a slánaigh-
teóir, noċ do riġne neiṫe móra san Né-
gipt :
22. Iongantta a ttalaṁ Cham,
neiṫe úaṫḃásaċa ag an muir ruaiḋ.
23. † Agus do laḃair sé dá milleaḋ, † Exod. 32. 10.
mun beiṫ gur seas Maóise a ḟear togh-
ṫa anís a mbearn ós a ċoiṁe, diompoġaḋ

a feirge uatha, deagla go sgriosfadh
siad.
24. Agus do tharcuisnigheadar an
talamh aoibhinn: níor chreideadar a bhriathar:
25. † Agus do rinneadar itiomradh
iona bpáilliunaibh, níor éisdeadar re
guth an Tighearna.
26. Agus do thóig seision suas a
lámh na naghaidh, da sgrios ann sa díothram:
27. Do sgrios a sliocht mar an
ccéadna a measg na gcinneadhach, agus
da sgapadh ann sa dúthaigh.
28. † Agus do cheangladar iad
féin re Baal peor, agus d'itheadar
iodhbarta na marbh.
29. Agus do bhrostuigheadar é le na
ngníomharthaibh, agus do bhris an pláigh a
steach orra.
30. † Agus d'éirigh Phinees suas,
agus do chuir breitheamhnus a ccrích, agus
do toirmiosgadh an pláigh.
31. Agus do measadh sin dó mar
fhíréantacht, ó ghinealach go ginealach.
32. † Agus do bhrostuigheadar é ag
uisgeadhaibh Mheribah, agus do bhí sin go
holc ag Maóise ar a son san.
33. Do bhrígh gur bhrostuigheadar a
spiorad, agus gur labhair sé go neimhchéillidhe
le na bhéul.
34. † Níor mhilliodar na cinneadhacha,
da ttaobh a ttug an Tighearna aithne
dóibh.
35. † Acht do choimmeasgadar iad
féin leis na cinneadhachaibh, agus do
rinneadar a noibreacha d'fhoghluim.
36. Agus do adhradar dá niodhalaibh,
agus do bhádar dóibhsion mar paintér.
37. Agus do iodhbhradar a mic agus
a ninghiona do dhiablaibh.
38. Agus do dhóirteadar fuil neimhchiontach,
fuil a mac agus a ninghean,
noch do iodhbhradar do dhiablaibh Chánáan,
agus do bhí an talamh ar na thruailliughadh
le fuil.
39. Agus do bhádar ar na salchadh
le na noibreachaibh, agus do chuadar re
meirdreachus le na naigiontaibh féin.

† Uibhr. 14. 2.
† Uibhr. 25. 3.
† Uibhr. 25. 7.
† Uibhr. 20. 13.
† Deut. 7. 2.
† Breith. 1. 21, &c.

40. Agus do bhí an Tighearna feargach
le na dhaoinibh, agus d'fhuathaigh sé
a oighreacht féin.
41. Agus tug sé iad a láimh na
gcinneadhach, agus do bhádar so na ttighearnaibh
ós a gcionn agá raibh fuath orra.
42. Agus do bhruigheadar a naimhde
iad, agus do bhádar ar na numhlughadh
faoi na láimh.
43. † Do sháor sé iad go minic, agus
do bhrostuigheadar é le na ccomhairlibh, ⁊ do hisligheadh iad ar son a gcionta. † Breith. 2. 16
44. Acht gidheadh do chonnairc sé an
tan do bhíodh anacair orra, a nuáir do
chualaidh sé a néigmhe.
45 † Agus do chuimhnigh sé dóibh a
chunnradh: agus do bhí aithreachus air do
réir iomad a thrócaire. † Deut. 30. 3.
46. Agus tug sé air gach áon dá
rug léo iad a mbraighdionas, truaighe
do dhénamh dóibh.
47. Sáor sinn, a Thighearna ar Ndia,
agus cruinnigh sinn ó na cinneadhachaibh,
chum buidheachus do thabhairt dod ainm náomhtha,
agus do chaithréimiughadh ann do
moladh.
48. Go madh beannuighthe bías an Tighearna
Dia Israel ó síorruidheacht go
síorruidheacht; agus abradh na daoine
uile, Amen. Molaidh an Tighearna.

## PSALM. 107.



Olaidh an † Tighearna, óir is maith é; óir mairidh a thrócaire go bráth. † Psal. 106. 1. & 118, 1. & 136, 1.
2. Abradaois an dream
noch d'fhuasgail an Tighearna, noch d'fhuasgail
sé ó láimh na ndaoirse.
3. Agus do chruinnigh iad as na
críochaibh, ó náird soir, agus ó náird
siar, agus ó náird tuáigh, agus tes.
4. Do bhádar ar seachrán ann sa bhfásach
a slighe uáignigh: ní caithreacha
áit-

áitreibhthe ni bhfuaradar.

5. Ocrach mar an gcéona, agus tartmhar, do lagaidh a nanam ionta.

6. Agus do ghairedar chum an Tighearna iona nanacradh, do shaor sé iad ó na gcumgach.

7. Agus do threóraigh sé iad a slighe dhírigh do dhul go cathraigh áitrighthe.

8. Admhuighdis don Tighearna a throcaire, agus a iongantadh do chloinn na ndaoine.

9. Oir sásaigh sé an tanam tartmhar, agus lionaidh sé an tanam ocrach lé maith.

10. An lucht so noch shuighios a ndorchadus, agus a sgáile an báis, cengailte a mbuáidhreadh, agus a niaran:

11. Do brigh gur chathaighedar a naghaidh briathra Dé, agus gur tarcuisnighedar comhairle an té is áirde:

12. Ar a nadhbharsin tug seision a ccroidhe a nuas ré buaidhreadh, do thuitsigiodar, agus ni raibh fer da bfurtachd.

13. Agus dheighedar chum an Tighearna iona mbuáidhreadh, do shaor sé iad ó na gcumgach.

14. Agus tug sé amach iad as dorchadus, agus scáile an báis, agus do bris sé a ccengailte.

15. Molaidis an Tighearna ar son a throcaire, agus a iongantadh do chloinn na ndaoine.

16. Oir do bris sé na geatadha práis, agus do ghearr sé na barradha iarainn.

17. Buáidhertar amadain do brigh a naimdlighe, agus do brigh a bpeacaidh.

† Iob 33. 20. 18. † Dfuathaigh a nanam a nuile biadh; tigid a ngar do dhoirsibh an báis.

19. Agus do ghairedar chum an Tighearna iona nanacradh, ó na gcumgach do shaor sé iad.

20. Do chuir sé a briathar chuca, agus do leigis iad, agus do thearnaigh sé iad ó na milledh.

21. Admhuighdis don Tighearna a throcaire, agus a iongantadh do chloinn na ndaoine.

22. Agus iodhbhraidis iodhbartha molta, agus foillsighidis a oibreacha lé luathgháire.

23. An lucht théid sios chum na fairrge a lungaibh, noch do ni a nobair a nuisgeadhaibh móra:

24. Do chid oibreacha an Tighearna, agus a iongantadh ann sa naigén.

25. Oir áithnighionn seision, agus seasaidh gáoth anfadhach, agus tóigbhe suas a tonna sin.

26. Rachaid suas go neimhe; rachaid sios gus a naigén: leaghaidh a nanam tre buáidhreadh.

27. Iompoighid, agus gabhaid tointmhar fer meisge, agus atá a neolus uile ar na slugadh.

28. Ansin gáirid chum an Tighearna ar ttecht uilc chuca, agus do bheiridh amach iad ó na gcumgach.

29. Tráothaidh an tanfadh a cciúnas; agus béid a ttonna sin na ccomhnuighe.

30. Agus béid luathgháirech do brigh go mbéid siad suáimhnech; agus treóraighidh iad go cuan a ttoile.

31. Admhuighdis don Tighearna a oinech, agus a iongantadh do chloinn na ndaoine.

32. Agus mórdhuighedis é a gcoimhthionól na ndaoine, agus a mionad suighe na sinsior molaidis é.

33. Iompóighe sé aibhne a mbáinsiobh, agus toibreacha uisge a ttart.

34. Ferann tórthach a ngorta ar son corbaidh an lucta noch áitrighios ann.

35. † Iompoighe sé fásach a loch uisge, agus ferann tirim a ttoibribh fioruisge. † Isa. 41. 18.

36. Agus cuirid na hocraigh na ccomhnuighe ann sin, go nullmhuighid cathair chum áitreibhthe.

37. Agus go ccurid machaire, agus go ndeanaid fineamhna, agus do bheiraid toradh bisigh.

38. Agus beinneochaidh sé iad, agus méideochaid go mór, agus ni laighdeochaid sé a nellach.

39. Agus a ris laghduighter iad, agus do bertar a nuas iad le sarughadh, le holc, agus le doilghios.

40 Doir-

*Iob. 12. 21. 14. * Dóirtiġ sé tarcuisne ar
ṗrionnsaiḃ, agus do ḃeir orra ḃeiṫ
ar seacrán annsa ḃfásaċ, mar naċ ḃfuil
sliġe ar biṫ.
*1 Sam. 2. 8. Psal. 113. 7, & 8. 41. * Agus tóigfe sé súas an
boċt ó aimdeise, agus do ni sé muin-
tera ḋó mar ṫréud.
*Iob 22: 19: & 5: 16: 42. * Do ċífe an firéun sin, agus
biáiḋ lúaṫġáireċ, agus druidfe a nuile
ḟingceart a ḃéul.
43. Cia atá críonna, agus beirios
na neiṫeso dá aire? agus tuigfiḋ siad
cinéul gráḋaċ an Tiġearna?

## PSALM. 108.

Caintic agus Psalm Ḋáiḃi.

TÁ mo ċroiḋe ollaṁ, a Ḋhé,
canfad, agus canfad salm
go háiriġe lé mo ġlóir.
2. Múscail a ċláirseċ,
⁊ a ṡitirn; músceolaiḋ misi ar maidin.
3. Molfa mé tú a measg na ndaóine,
a Ṫhiġearna: canfad salm ḋuitsi a
measg na gcineaḋaċ.
4. Oir is mór do ṫrócaire ós cionn
na neaṁ, agus ṫfírinne go nuige na
spéiriġe.
*Psal. 60: 5: 5. * Bí ar hárduġaḋ ós cionn na
neaṁ, a Ḋhé, agus ós cionn na talman
uile do ġlóir.
6. Chum go sáortaói háos gráḋa,
sáor le do láiṁ ḋeis, agus freagair mé.
7. Do laḃair Dia iona náoṁṫas,
do ḋéanad lúaṫġáire, roinnfiod Sechem,
agus toimeosad gleann Sucot.
8. Is liomsa Gilead, agus is leam
Manasseh, agus is é Ephraim neart mo
ċinn, is é Iudah do beir mo ḋlíġeaḋ úaḋ.
9. Moab mo ṗota ionnlaiṫ, teilg-
fiod mo ḃróg tar Edom, agus do ḋéan-
nad caiṫréim ós cionn Phalestina.
10. Cia ḃéaras mé go caṫraiġ an
díḋin? cia ṫreóróċus mé go Hedom?
11. Nach ḋéana tusa, a Ḋhe, noċ
do ṫeilg uáit sinn? agus naċ raċ a
tú amaċ, a Ḋhé, lé ar slúaġaiḃ?
12. Taḃair caḃair ḋúinn ó ḃuáiḋread,
óir is díomaóin furtaċt an ḋuine.
13. A Ndia do ḋéanam gaisge, agus
sailteoraiḋ seision sios ar naimde.

## PSALM. 109.

Don priṁfear ceóil Psalm Ḋháiḃi.

A Ḋhé mo ṁolta, ná bi ad
ṫoċt.
2. Oir atá béul a nur-
cóidiġ, agus béul na gan-
gaide fosgailte am aġaiḋ: laḃraid si-
aḋ am aġaiḋ lé teangaiḋ ḃréagaiḋ.
3. Agus ré briaṫraiḃ fúaṫmara
do ġaḃadar am timċioll, agus caṫuiġ-
sid am aġaiḋ gan adḃar.
4. Ar son mo ġráḋa atáid na
neascáirde agam, agus misi ag urnaiġ.
5. Agus do ṫoirḃriodar ḋam olc a
naġaiḋ maiṫesa, agus fúaṫ ar son
mo ġráḋa.
6. Suiġiḋse an cionntaċ ós a ċionn, a-
gus seasaḋ Sátan ar a láiṁ ḋeis.
7. A nuáir ḃeirṫior breiṫ air, daim-
neoiġṫear é, agus iompoiġṫear a urnaiġ a
bpeacaḋ.
8. * Go maḋ gann a laeṫe, agus *Gniomh: 1: 20:
gabaḋh duine oile a oifig.
9. Bioḋ a ċlann na ndilleaċtaiḃ, agus
a bean na baintreaḃaiġ.
10. Agus bioḋ a ċlann ar seacrán
do ġnáṫ, agus ag iarraiḋ déirce,
agus agá iarraiḋ as a náitiḃ uáig-
neaċa.
11. Glacaḋ fear na bfiaċ an méid
atá aige, agus creaċaidis coigcríċ
a sáoṫar.
12. Ná bioḋ aon duine do sínfeaḋ
oineach ċuige, agus ná bioḋ áon do
ṫairḃéanaḋ trócaire dá ċloinn gan aṫair.
13. Gearrṫar a sliocht úaḋ, agus
a ngineaḋaċ oile scriostar amaċ a ainm.
14. Bioḋ peacaiḋe a aiṫreaḋ ar cuimne
ag

ag an tTighearna, agus ná scriostar amach cionta a mathar.

15. Bídis do láthair an Tighearna do ghnáth, go ngearra sé amach a ccuimhne don talamh.

16. Do bhrígh nár chuimhnigh sé cinéul dfoillsiughadh, acht go ndearna ainleanmhuin ar an nduine mbocht mbuáidheartha, ionnus go muirfeadh sé an duine tuirseach a ccroidhe.

17. Mar do ghráidhigh sé eascaine, agus tigeadh sí air: mar nach raibh dúil aige a mbeannughadh, bíodh sin a bhfad uadh.

18. Mar do éaduigh sé é féin le heascaine mar a chulaidh: imthigeadh sin, mar uisge a steach iona mheadhón, agus mar ola ann a chnámhuibh.

19. Bíodh sin aige mar a néadach lé a bhfoluigheann é féin, agus mar chrios, lé a ccriosluigheann é féin do ghnáth.

20. Go má hé so luáidheacht mheasceannadh ón Tighearna: agus na ndaoine noch labhrus olc a nagaidh manma.

21. Acht tusa, a Dhia mo Thighearna, oibrigh leamsa ar son hanma: do bhrígh gur maith do thrócaire, sáor mé.

22. Oir is buáidheartha easbhuidheach mé, agus atá mo chroidhe créachtnuighthe ionnam a stigh.

23. Atáim ar nimtheacht mar an scáile an tan chláonas, atáim ar mo chrothadh as mar an lócust.

24. Atáid mo ghlúine lag tre throscadh, agus atá mfeóil truagh gan méthus.

25. Agus atáim am sganail dóibhsion: a nuáir do chíd mé croithid a gceann.

26. Tárthaigh mé, a Thighearna mo Dhia, sáor mé do réir do thrócaire.

27. Ionnus go mbia a fios aca gur bhi so do lámhsa: gur tusa, a Thighearna, do rinne é.

28. Maillighidís sion, acht beannuighsi: a nuair éirghid, claoidhtior iad: acht dearnadh do seirbhiseach sa luathgháire.

29. Eaduighthear mo easccáirde lé náire, agus folchaidís iad féin re olcói mar budh le fallaing.

30. Molfa mé an Tighearna lem bhéul go mór, agus a measg iomad daóine mholfas me é.

31. Oir seasfuidh sé ar láimh dheis a neasbhuigh, dá sáoradh úatasan noch do dhaimneochadh a anam.

---

# PSALM. 110.

Psalm Dháibhi.



Dubhairt * an Tighearna lem Thighearna, suidhsi ar mo láimh dheis, go ndearna mé coschól dod naimhdibh chum do chos. * Mat. 22.44. Marc. 12.36. Luc. 20.42. Gniomh. 2.34. 1 Cor. 15.25. Eabhr. 1.13.

2. Cuirfe an Tighearna slat do neirt amach as Sion: dean uachtaranas a meadhón do námhad.

3. Biaidh do dháoine ro thoilmhar a ló do chumhachta, a sgéimh náomhthachda ó bhroinn na maidne: biáidh agadsa drúcht hóige.

4 * Do mhionnuigh an Tighearna, agus ní bia aithreachus air, is sagart tusa go síorruidhe do réir uird Mhelchisedec. * Eabhr. 5.6. & 7.17.

5. An Tighearna ar do láimh dheis, ag lot Righthe a ló a feirge.

6. Do dhéuna sé breitheamhnus a measg na gcineadhach, ag líonadh a nuile áite le corpuibh marbha, ag lot na ccéann ós cionn tíre móire:

7. Iobhuidh sé deoch as a tsruth ar a ród: ar a nadhbharsin tóigfe sé suas ceann.

## Psalm. 111.

MOlaiḋ an Tiġearna: molfa-
mhisi an Tiġearna réim ċroi-
ḋe iomlán, a ccomhdáil na
ndíreċ, agus aṁsa ccoim-
tionól.

2. Is adbal oibreaċa an Tiġearna ar na ttaisbenadh do nuile duine, agá bfuil dúil ionta.

3. Is glóir, agus is dataṁlaċ a obair, agus seasfaiḋ a fírinnteaċ coiḋċe.

4. Do ċuir sé a ionganta ar cuiṁne: atá an Tiġearna grásaṁuil agus lán do ṫruáiġe.

5. Thug sé biadh don luċt ar a bfuil eagla, cuiṁneoċuiḋ sé a ċonnradh go bráṫ.

6. Do taisbéin sé cumaċta a oibreaċ dá ḋaóinibh, do ṫabhairt oiġreaċta na ngeinteḋ dóibh.

7. Fírinne agus breiṫeamhnus a siad oibreaċa a lám, atáid a aiṫeanta uile coinġiollaċ.

8. Atáid ar na suiġiuġadh go bráṫ, ullamh a bfírinne agus a cceart.

9. Do ċuir sé fuasgladh ċum a ḋaóine, daiṫin sé go sioruiḋe a ċonnradh: is náoṁṫa agus onórac a ainm.

10. * Asé egla Dé tosaċ na heagna: is maiṫ an tuigse atá acasan uile do ni a aiṫeanta: mairiḋ a moladh go bráṫ.

## Psalm. 112.

MOlaiḋ an Tiġearna: is so-
na an duine ar a bfuil egla
an Tiġearna, agá bfuil dúil
iona aiṫeantaibh go ro mór.

2. Budh cumaċtaċ ar an ttalamh a sliocht: biáiḋ ginealaċ a nfírén beannuiġṫe.

3. Atá saiḋbhrios agus maóin iona ṫiġ, agus seasfaiḋ a fírinnteaċ go bráṫ.

4. Eirġiḋ solus don dhroing ḋírigh san doċadas: don ġrásaṁuil, don ṫróċaireaċ, agus do nfíréin.

5. Atá an duine maiṫ grásaṁuil agus áirleaċtaċ: ceannsoċaiḋ sé a bhriaṫra le breiṫeamhnus.

6. Oir ni corroċtar é coiḋche, biáiḋ an fíréun a gcuiṁhne sioruiḋe.

7. Ni biáiḋ eagla ar roiṁe ḋroiċsgéuluiḃ: atá a ċroiḋe diongṁálta ag cur a ḋóċuis san Tiġearna.

8. Atá a ċroiḋe diongṁálta, ni biáiḋ eagla ar nó go bfacaiḋ a mian ar luċt a buaiḋearṫa.

9. * Do sgaoil sé, ṫug sé do na boċtaibh: mairiḋ a fírinnteaċt go sioruiḋe, biáiḋ a adharc ar na hárduġadh le glóir.

10 Chife an peacach sin, agus biáiḋ feargaċ: do ḋíṅa sé diosgán ré na fiaclaiḃ, agus leiġfe sé: meitfe mian an peacaiḋ.

## Psalm. 113.

MOlaiḋ an Tiġearna: molaiḋ,
an Tiġearna, ó sibhsi a seir-
bhiseaċa: molaiḋ ainm an
Tiġearna.

2. Biáiḋ ainm an Tiġearna beannuiġṫe ó nuáirsi agus go bráṫ.

3. * O eirġe na gréine gus a dul faói bioḋ ainm an Tiġearna molta.

4. Is árd ós cionn a nuile ċineḋach an Tighearna, ós cionn na neṁ atá a ġlóir.

5. Cia atá cosmhuil re ar TTiġearna Dia? noċ árduiġes é féin a náitreḃ.

6. Noch umhluiġios é féin dfeuċuin aṁsna neamhuibh, agus aṁsa talamh.

*1 Sam.2.8. Psal 107.41.

7. * Noch thógbhus súas an bocht as an luáithreadh, árduighios an tu-
reasbach ó naoileach.
8. Cum a shuighidhthe a bhfochair phrionnsaidhe: a bhfochair phrionnsoi-
ghe a pobail.
9. Noch do bheir air mhnaoi aim-
rid áitreabh san tigh, na máthair lúathgháirigh chloinne. Molaidhe an Thighearna.

## PSALM. 114.

AN * tan do chuáidh Israel amach ón Négipt, tigh Iácob ó na daoinibh barbarda.
2. Do bí a náomhtachd ann Iudah, a Nisrael a thighearnas.
3. * Do chonairc an muir sin, agus do theith, diompóigh sruth Iordan tar a ais.
4. Do lingeadar na sléibhte amhail reitheadh, na cnoic mar óga an tréda.
5. Créd ba ciontach leat, ó a mhuir, as ar theithis tú? tusa a Iordan, as ar fhill tú ar hais?
6. Sibhsi a sléibhte as ar lingeabhair amail reitheadh? sibhsi a chnoca, mar óga an tréda?
7. Criothnuigh thusa a thalaimh, a láthair an Tighearna, a láthair Dé Iácob.
8. * Noch iompoigheas an charraic a locán uisge, an chloichtine a ttiobraid uisgeadh.

## PSALM. 115.

NI dúinne, a Thighearna, ni dúinne, acht dot ainm féin tabhair glóir, ar son do thrócaire agus t'fhírinne.
2. Créd fa naibeoraidis na geinte: cáit a nois a bhfuil a Ndia?
3. Acht atá ar Ndiane ansna neamhuibh: a nuile ni dob áill leis do rinne sé.
4 * Is airgiod agus ór a niomháigh-
the, obair láimhe duine.
5. Atá béul aca, agus ni labhruid: atáid súile aca, 7 ni fhaicid siad.
6. Atáid clúasa aca, agus ni chluinid; atá srón aca, agus ni bholtnuighid.
7. Atáid láma aca, agus ni mothuighid: atáid cosa aca, agus ni siubhluid, ni labhruid siad le na scórnuigh.
8. Go madh cosmhuil riu an lucht do ni iad, a nuile duine chuirios a dhóigh ionnta.
9. O Israel, cuirsi do dhóigh ansa Tighearna: is eision a bfear cártala agus a sgiath.
10 O a thigh Aaron, cuiridhsi bhur ndóigh ansa Tighearna: is eision a bfear cártala agus a sgiath.
11. Sibhsi noch air a bhfuil eagla an Thigearna, cuiridh bhur ndóigh ansa Tighearna: is eision a bfear cártala agus a sgiath.
12. An Tighearna noc do chuimnidh sinn, beinneochaidh sé sinn: beinneochaidh sé tigh Israel, beinneochaidh sé tigh Aaron.
13. Beinneochaidh sé an lucht ar a bhfuil eagla an Tighearna, an beag maille ris an mór.
14. Méideochaidh an Tighearna sibh, sibh féin agus bhur cclann.
15. Is beannuighthe sibh ón Tighearna, noch do rinne neamh agus talamh.
16. Is leis an Tighearna neamha na neamh, agus tug sé an talamh do cloinn na ndaoine.

17. Ni

17. Ní molaid na mairbh an Tighearna, nó an luchd théid síos a nuáignios.

18. * Acht beannóchamne an Tighearna, ó nuigsi suas, agus go brách. Molaidh an Tighearna.

## PSALM. 116.



IS ionmhuin liom an Tighearna, do bhrígh go ccluin sé mo ghuth am athchuingidhibh.

2. Do bhrígh gur chláon sé a chluas chugam, goirfe mé é feadh mo bheatha.

3. * Do iadadar doilghiosa an bháis am thimchioll, agus fuaradar pianta ifrinn mé: amgar agus dóbrón do fuáir mé.

4. Agus do ghairm mé ar ainm an Tighearna, ag rádh, a Thighearna, guidhim thú, sáor manam.

5. Is grásamhuil an Tighearna, agus is firéunta: agus atá ar nDia-ne lán do thruáighe.

6. Cumhdaigh an Tighearna na dáoine simplighe: do hislighead mé, agus do sáor sé mé.

7. Iompóigh, ó manam, chum do shuáimhneasa, óir do rinn an Tighearna go tiodhlaictheach ort.

8. Do bhrigh gur sáor tú manam ó bhás, mo shúile ó dheóraibh, mo chos ó sciorradh.

9. Siobholad ar mhagaidh ós coinne an Tighearna a ttalamh na mbeó.

10. Do chreid mé, uime sin do labhair mé, do bhí mé buáidheartha go hanmhór.

11. A dubhras am dheithnios: * atá a nuile dhuine bréagach.

12. Cred an luáidheacht do bhéaras mé don Tighearna ar son a thabhartas dam.

13. Glacfaidh mé cupán an tslánaighthe, agus goirfead ar ainm an Tighearna.

14. Coimhlíonfa mé mo mhóide don Tighearna: anois ós coinne a dháoine uile.

15. Is mórluáigh a bhfiadhnuise an Tighearna bás a náomh.

16. A Thighearna, go deimhin is mé do sheirbhiseach, is mé do sheirbhiseach agus mac hinilte: do sgaoil tú mo chuibhrighthe.

17. Is duitsi do dhéna mé iodbairta an molta, agus ar ainm an Tighearna goirfios mé.

18. Díolfa mé mo mhóide ris an tTighearna, anois ós coinne a phobail uile:

19. A ccúirtibh tighe an Tighearna, an do mheódhonsa a Ierusalem. Molaidh an Tighearna.

## PSALM. 117.



MOlaidh an Tighearna, sibhsi a chineadhacha uile: molaidh é, sibhsi a uile dháoine.

2. Oir is cumhachtach a thrócaire orainne: agus atá firinne an Tighearna go brách. Molaidh an Tighearna.

## PSALM. 118.



MOlaidh an Tighearna, óir is maith é; óir atá a thrócaire go siorruidhe.

2. Abradh Israel a nois: go bhfuil a thrócaire go siorruidhe.

3. Abradh a nois tigh Aaron: go bhfuil a thrócaire go siorruidhe.

4. Abraidis an dream ler begal an Tighearna, go bhfuil a thrócaire go siorruidhe.

5. Am anacair do ghairm mé ar an tTighearna, agus do freagair an Tighearna agus do chuir a réitech mé.

 6. * Atá

* Ebh.13.6. Psal.56.4.11.

6. * Atá an Tighearna ar mo shon-sa, ní bia eagla orum creud do dhéanas duine riom.
7. Atá an Tighearna ar mo shonsa a measc lucht mfurtachta, agus do chife mé [mo mhian] ar an lucht fuathaighios mé.
8. Is maith dóigh do chur ann sa Tighearna, ná dóigh do chur a nduine.
9. * Is maith dóigh do chur ann sa Tighearna, ná dóigh do chur a bprionnsadhaibh.

* Psal.146.3.

10. Do chuairtigheadar a nuile chinedh am thimchioll: a nainm an Tighearna géarrfad díom iad.
11. Thangadar am thimchioll go deimhin, tangadar fa ccuáirt am thimchioll: a nainm an Tighearna fós géarrfad díom iad.
12. Thangadar mar bheachaibh am thimchioll, atáid ar na múchadh mar theine na ndroighean: óir a nainm an Tighearna géarrfad díom iad.
13. Do sháith tú chugam go neartmhar, ionnus go ttuitfinn: acht ba hé an Tighearna mfear furtachta.
14. * Is é an Tighearna mo neart, agus mo chaintic, agus atá damhsa na shlánughadh.

* Exod.15.2. Esa.12.2.

15. Atá guth an ghairdeachuis, agus an tslánaighthe a ttighthibh na bfíreun; do ní lámh dheas an Tighearna gaisge.
16. Atá lámh dheas an Tighearna ar na hárdughadh: do ní lámh dheas an Tighearna crodhacht.
17. Ní bhfuighiod bás; acht mairfiod; agus foillseochad oibreacha an Tighearna.
18. Do smachtaigh an Tighearna mé go mór: acht níor thoirbhir sé don bhás mé.
19. Fosglaidh damhsa geatadha na fírinntachta: racad a steach ionnta, agus molfad an Tighearna.
20. Is é so geata an Tighearna: racháid na fíreun a steach ann.
21. Molfad thú do bhrígh go gcualaidh tú mé, agus go rabhais dam mar shlánughadh.
22. * An chloch do dhiultadar na saoir, si atá ar ndéanamh na ceann san gcuáinne.

* Math.21.42. Mar.12.10. Luc.20.17. Gníomh.4.11. 1 Pead.2.4.

23. On Tighearna do bhí so, agus is iongantach é ann ar súilibhne.
24. Is é so an lá do rinne an Tighearna, bíom lúathgháireach, agus déanam gáirdeachus ann.
25. Anois aitchighim thú, a Thighearna, tárthaidh: aitchighim thú, a Thighearna, soirbhigh anois.
26. * Is beannaighe an té thig a nainm an Tighearna: beannaighmaoid sibh ó thigh an Tighearna.

* Math.21.9.

27. Is é Dia an Tighearna, agus thug sé solus dhúinne: ceanglaidh an íodhbairt ré téudaibh do chornaibh na haltóra.
28. Is tú mo Dhia, agus molfad thú; is tú mo Dhia, agus áirdeochad thú.
29. Molaidh an Tighearna; óir is maith é; óir atá a thrócaire go bráth.

---

## PSALM. 119.

## Aleph.

S beannaighe an drong atá iomlán a slighe, noch siubhlas a ndlighedh an Tighearna.
2. Beannaigh an lucht coimhédas a fiadhnaisedha, iarras é lé croidhe iomlán.
3. Mar an gcédna ní dhéanaid siad olc, siubhlaid iona slighthibh.
4. Daithin tú haithenta do chongmháil go grionnghalach.
5. O, nach bfuilid mo slighthe ar na ndíriughadh chum do reachta do choimhéad.
6. Ansin ní bia náire orum, a nuáir feuchfad dot aithentaibh se uile.
7. Molfad thusa lé díoghrais croidhe: an tan do dhéanad breitheamhnus thfírinntachta dfoghlaim.
8. Coimhédfad do reachta: ó, ná tréig mé go hiomlán.

Beth.

## BETH.

9. Cred ré nglanfa duine óg a ṡliġe? ré beiṫ ag coiṁéad do réir do ḃréiṫ-resi.
10. Re mo ċroiḋe iomlán do lorg-uiġ mé ṫú: ná cuir ar seaċrán ód aiṫ-eantaib mé.
11. Ann mo ċroiḋe dfoluiġ mé do ḃriaṫra, ionnus naċ bpeacuiġinn ad a-ġaiḋ.
12. Is beannuiġ ṫú, a Thiġearna: teagaisg dam do reaċta.
13. Re mo ṗuisinib do ċomáir mé breiṫeamnus do ḃéil uile.
14 Do gáirdiġios a sliġe ṫfiaḋ-nuiseaḋ, mar buḋ ann a nuile saiḋbrios.
15. Do ḋéanad smuaineaḋ ann haiṫ-eantaib, agus féuċfad go géur ar do ṡliġṫib.
16. Glacfad aoibneas ann do reaċtaib; ni dearmodfad do ḃriaṫra.

## GIMEL.

17. Cúitiġ lé do ṡeirbíseaċ go mair-iġ mé, agus coiṁéadfad do ḃriaṫra.
18. Fosguil mo ṡúile, agus do ċífiḋ neiṫe iongantaċa as do ḋligh-ṫib.
*Gen 47. 9. 1 Croin. 29. 15. Psal. 39. 12. Eabh. 11. 13. 19. *Is coigcrioċ mé ar an ttalam; ná foluiġ haiṫeanta orum.
20. Atá manam ag brisead ré mian ċum do ḃreiṫeamnuis gaċ uile uáir.
21. Do imear tú an tuáibreaċ, atáid malluiġ, noċ do ni seaċrán ód aiṫeantaibsi.
22. Aṫruiġ uáimsi sganail agus tarcuisne, óir do ċoiṁéd mé ṫfiaḋnui-seaḋ.
23. Do ṡuiġeadar fós prionnsoiġe, do labradar am aġaiḋ; do ḋéna do ṡeirbíseaċ stuidéur ad dliġṫib.
24. Fós is iad ṫfiaḋnuiseaḋ m'aoibneas, daóine mo ċomairle.

## DALETH.

25. Leanaiḋ manam don luaiṫreaḋ: beoġuiġ mé do réir do ḃréiṫre.
26. Do ċomáirim mé a ris mo ṡliġ-ṫe, agus do ċúala tú mé: * teagaisg do reaċta dam. *Psal. 25. 4. & 27. 11. & 86. 11.
27. Tabair orum sliġṫe haiṫeanta do ṫuigsin; agus do ḋéanad smuáineaḋ ad iongantaib.
28. Atá manam ag sileaḋ le doil-ġios; neartuiġ mé do réir do ḃréiṫ-re.
29. Aṫruiġ uáim sliġe na neimh-ḟirinne; agus áontuiġ go grásamuil dam do ḋliġeaḋ.
30. Do ṫoġ mé sliġe na firinne; do ċuir mé do ḃreiṫeamhnuisi ós mo ċoinne.
31. Do ġreamuiġ mé dot ḟiaġnui-sib, a Thiġearna: ná náiriġ mé.
32. Riṫfiod a sliġṫib haiṫeanta; mar ḟairseongair mo ċroiḋe.

## HE.

33. Teagaisg dam, a Thiġearna, sliġe do reaċta: coiṁéadfad í go bráṫ.
34. Tabair tuigse dam, agus coiṁ-éadfad do ḋliġeaḋ, agus coimlionfad é le mo ċroiḋe iomlán.
35. Tabair oram siubal a ccasán haiṫeantaḋ: óir is annsin atá mo ḋúil.
36. Cláon mo ċroiḋe ċum ṫfiaġ-nuiseaḋ: agus ni ċum sainte.
37. Tabair ar mo ṡúilib gabáil seaċa ó ḋiomaóineas dfaicsin: beóġuiġ mé ann do ṡliġe.
38. Daingnig do ḃriaṫar dot ṡeir-bíseaċ ar a bfuil heagla.
39. Iompoiġ uáim mo sganail, noċ is eaguil liom; óir is maiṫ do ḃreiṫeam-nuis.
40. Féuċ, do bi fonn agam ann haiṫ-eantaib: beóġaiḋ mé ann ḟirinntaċt.

## VAU.

41. Tigdis fós do ṫrócaireaḋa ċu-gamsa, a Thiġearna; do ṡlánuġaḋ do réir do ḃréiṫre.
42. Agus freagéora mé focal

dfior

dhíon mo ḋóiṁiġṫe; óir atá mo ḋóiġ aṅ do ḃréiṫib.

43. Agus ná beir as mo ḃéul focal na fírinne go hiomlán; óir do ḟeiṫ mé ar do ḃreiṫeamhnuſaibh.

44. Agus coiṁéodfad do dhliġeaḋ a gcoṁnuiġe, go bráṫ agus ċoiḋċe.

45. Agus ſiubolad go fairsing: óir do lorgas mé haiṫeanta.

46. Agus laibeórad ar ṫiaḋnuiſiḃ a laṫair Ríoġ, agus ni biadh náire orum.

47. Agus biaiḋ dúil agam féin aṅ haiṫeantaib, noċ do ġráḋuiġ mé.

58. Agus tóigfid ſuas mo láma ċum haiṫeanta, noċ do ġráḋuiġ mé: agus do ḋéanad ſmuáinteaḋ aṅ do reaċtaib.

SAIN.

Cuimniġ an ḃriaṫar doṫ ſeirḃíſeaċ, noċ ar a ttugais orum mo ḋóċus do ċur.

50. Iſé ſo mfurtaċt aṅ manaċ; óir do ḃeoġaiḋ do ḃriaṫar mé.

51. Do ṫarcuiſniġeadar na huáiḃriġ mé go hainmeaſarḋa: ód dhliġeaḋ níor ċláon mé.

52. Do ċuimniġ mé do ḃreiṫeamhnuſ ón tſeanaimſir, a Ṫiġearna, agus do ṁeiſniġ mé mé féin.

53. Do ġab an túaṫbás greim díom ar ſon na gcionntaċ, noċ do ṫréig do reaċt.

54. Do bádar do reaċta na gcainteib agam a ttiġ moiliṫriġe.

55. Do ċuimniġios hainm ſan noiḋċe, a Ṫiġearna: ⁊ coiṁéodfad do dhliġeaḋ.

56. Fuáir mé ſo do ḃríġ gur coiṁlion mé do dhliġeaḋ.

CHETH.

57. [Is tuſa] mo ċoṁroinn, a Ṫiġearna: do ġeall mé do ḃriaṫar do ċoimlionaḋ.

58. Do ġuiḋ mé haġaiḋ féin uile ċroiḋe, dhéan tróċaire orum do réir do ḃreiṫre.

59. Do ṁeas mé mo ſliġhṫe, agus do iompóiġ mé mo ċoſa ċum ṫiaḋnuiſſeaḋa.

60. Do rinne mé deiṫfir, agus ni ḋéarnas faillighe haiṫeanta do ċoiṁéd.

61. Do ſladadar ſlúagh na gcionntaċ mé; níor ḋearmaid mé do dhligheaḋ.

62. Aṁeaſa meaḋon oiḋċe éireoċad doṫ ṁolaḋ, do ḃrigh ḃreiṫeamhnuſ fírinntaċta.

63. Atáim am ċompánach ag gaċ aon ar a ḃfuil heagla, agus do luċt coiṁéda haiṫeanta.

64. A Ṫighearna, atá an talaṁ lionta doṫ ṫróċaire: teagaiſg do reaċta dam.

TETH.

65. Do rinne tú go maiṫ led ſeirḃfóganṫuiġ, a Ṫighearna, do réir do ḃreiṫre.

66. Teagaiſg dam tuiſge maiṫ, agus eoluſ; óir do ċreid mé haiṫeanta.

67. Sul do buáiḋreaḋ mé, do ċuáiḋ mé ar ſeaċrán: a nois coiṁéduim do ḃriaṫar.

68. Is maiṫ tú, agus do ni tú maiṫ; teagaiſg do reaċta dam.

69. Do ċumadar na huáiḃrigh breug am aġaiḋ; ré croiḋe iomlán coiṁéofa mé haiṫeanta.

70. Atá a gcroiḋe ramar mar ímṫus: atá mo dhúil aṅ do dhligheaḋ.

71. Is maith damſa gur buáiḋreaḋ mé: ionnus go ndéin do reaċtaſa foghluim.

72. * Is feárr dam dligheaḋ do ḃéil, ná na milte dór agus dairgiod. *Psal.19.10. Seanraiṫ. 8. 11.

IOD.

73. Do rinneadar do láma mé, agus do ċumadar mé: tabhair tuigſi dam, agus do ḋéan haithenta dfoghluim.

74. An dream ar a ḃfuil heagla, béid luáthghairſeaċ a nuáir do ċífid mé: óir do bí mo dhóigh aṅ thfocal.

75. Ar

75. As aithne dam, a Thighearna, go bfuil do bhreitheamhnus ceart; agus gur a bfirinne do ghortuigh tú mé.
76. Bíodh a nois do ṫrócaire dom mhéisniughadh, do réir ṫfocail dot sheirbhiseaċ.
77. Tigeadh do ṫrócaire ċineulta ċugam, ionnus go mairfinn: óir is é do dhligheadh mo dhúil.
78. Claoidhtear na huáibhrigh, óir do rinneadar olc orum gan adhbhar: do dhéan smuáineadh ann haitheantaibhsi.
79. Iompoighthear ċugamsa an drong ata a bfuil heaglasa; agus dar baithne ṫfiadhnuiseadha.
80. Bíodh mo ċroidhe diongmhálta ann do reaċtaibh, ionnus naċ ccláoidhfighear mé.

## CAPH.

81. Atá manam ag meirtniughadh ċum do shlánuighthe: do bhí mo dhóċus ann do bhreithir.
82. Failligid mo shúile tre do bhréithir, ag rádh, cá huair do bhéara furtaċt dam?
83. Bíodh gur ba cosmhuil mé re buideul ansa deataċ, níor dhearmaid mé do reaċtasa.
84. Cá líon láethe do sheirbhisigh? cá huáir bhéara breitheamhnus a naghaidh na droinge ainleanas mé?
85. Do ṫoċladar na huáibhrigh poill am ċoinne, noċ naċ raibh do réir do dhligheasi.
86. Atáid haitheantasa uile firinneaċ: ainleanad mé go héagcóir: cabhruighsi liom.
87. Is beag nar ċnaoidheadar mé ata an ttalamh; níor ṫréig mé haitheantasa.
88. Beoghuigh mé do réir do ṫrócaire, agus coimhédfa mé breitheamhnus do bhéil.

## LAMED.

89. Go siorruidhe, a Thighearna, atá do bhriathar ar na dhaingniughadh ansna neamhuibh.
90. Go ginealaċ agus go ginealaċ atá ṫfirinne: do dhaingnigh tú an talamh, agus seasaidh sé.
91. Do réir horduighthe seasaid a niugh, óir is seirbhisigh dhuit iad uile.
92. Muna beith gur bé do dhligheadh mo ro ṫaitneamh, ansin do meithfinn ann mo bhuáidhreadh.
93. Ní dhearmodad go bráṫ haitheantasa; óir is leósin do bheoghuigh tú mé.
94. Is leatsa mé, tárthuigh mé; óir diarr mé haitheanta.
95. Do bhí an cionntaċ ag brath orum, ċum mo millte; measfa mé ṫfiadhnuiseadha.
96. Do ċonnairc mé críoċnughadh uile iomláine: aċt atá haitheantasi ro fhairsing.

## MEM.

97. Cionnus ghráidhighim do dhligheadh? is é mo smuáineadh é ata feadh an laói.
98. Do dhéanna tú misi crionna ós cionn mo námhad red aitheantaibh: óir atáid agam a ccomhnuidhe.
99. Tuigim ós cionn mo luċt teagaisg uile: óir is iad ṫfiadhnuiseadh mo smuáineadh.
100. Tuigim mós mó ná na sinnsir: do brigh gur ċoimhéd mé haitheantasa.
101. Do ċonnaimh mé mo ċos ó uile dhroiċshlighe; ionnus go ccoimhéadfuinn ṫfocal.
102. Ód bhreitheamhnusaibh níor dhealuigh mé; óir do theagaisg tú mé.
103. * Cred é millse do ráidhte dom ċarbad? ní is millsi ná mil dom bhéul. *Psal.19.10.
104. Ód aitheantaibh fuáir mé tuigse: uime sin fuáthuighim uile shlighe na neamhfirinne.

## NUN.

105. As lóċhrann dom ċhosaibh do bhriathar, agus solus dom ċasánaibh.

106. Thug

106. Thug mé mo ṁionna, agus coimlionfad sin, breiṫeaṁnus ṫfírinntasa do ċomall.

107. Do bhí mé ar mo buáiḋreaḋ go hiomarcaċ: beoġaiḋ mé, a Thiġearna, do réir ṫfocail.

108. Gab uáim iodbarṫa soċroiḋeaċa mo béil, guiḋim ṫú, a Thiġearna, agus teagaisg dhamh do bhreiṫeaṁnus.

109. Atá manam an mo láim do ġnáṫ: aċṫ níor ḋearmaid mé mo ḋliġeaḋsa.

110. Do ċuireadar na peacaiḋ painteár am ċoinne: giḋeaḋ ní ḋeaċus arseaċrán ód aiṫeantaibhsi.

111. Do ġlac mé mar oiġreaċṫ ṫfiaḋnuiseise go bráṫ; óir is sólás dom ċroiḋe iad.

112. Do ċláon mé mo ċroiḋe ċum do reachta do dhéanamh go bráṫ.

## SAMECH.

113. Fuaṫuiġim smuáintiġṫe díomaoine: aċṫ graḋuiġim do ḋliġeaḋsa.

114. Is tusa mionad folaiġṫe agus mo sciaṫ: do bhí mo ḋóiġ an ṫfocal.

115. Imṫiġiḋ uáim, sibhsi a luċṫ ḋeanta uile, agus coimhéadfad aiṫeanta mo Dhé.

116. Congaim suas mé do réir do bhreiṫre, agus maireaḋ mé: agus ná náiriġ mé fám ḋóċċus.

117. Congaim suas mé, agus biáiḋ mé a ndiḋean: agus biáiḋ mo ḋúil an do reaċtaib do ġnáṫ.

118. Do saltair tú sios an méid do ċuáiḋ a muġa ód reaċtaib: óir is neimḟírinne an ceilg.

119. Teilgir uáit mar ḋroiċṁiotal a bfuil do peacaċaib ar an talaṁ: ar a naḋbharsin graḋuiġim ṫfiaḋnuiseḋha.

120. Criotnuiḋ mfeoil re heglasa: agus atá úaṁan do bhreiṫeaṁnus orum.

## AIN

121. Do rinne mé ceart agus breiṫeamhnus; ná toirbhir mé do luċ mo ṡáruiġṫe.

122. Bí a nurruġus ar do ṡeirbhiseaċ ċum maiṫeasa: ná léig do nuáiḃreaċ mo ṡáruġaḋ.

123. Aiṫeaid mo ṡuile ag feiṫiom ar do ṡlánuġaḋ, agus ar focal ṫfírinntaċta.

124. Déun reḋ seirbhiseaċ do réir do ṫhrócaire; agus múin dam do reaċta.

125. Is misi do seirbhiseaċ, tabair tuigsi dam: agus biáiḋ eolus ar ṫfiaḋnuisib agamni.

126. Is mitiḋ a ḋéanam, a Thiġearna: do chuireadar do ḋhligheadh ar neiṁ.

127. Uime sin is ionṁuin liom haiṫeanta ós cionn óir, agus ós cionn óir fíorġlain.

128. Uimesin measuim haiṫeantasa uile ceart: fuaṫuiġim uile sliġe na neimḟírinne.

## PE.

129. Atáid ṫfiaḋnuise ro ionganṫach: uime sin coimhéaduiġh manam iad.

130. Do beir dul a steaċ do bhriaṫar solus, ag tabairt tuigse don tsimpliġe.

131. Dfoscail mé mo béul, agus do ċriotnuiġ mé: óir do bhí mian haiṫeanta agam.

132. Feuċ orum agus déun trócaire orum, do réir do ċleaċtaiḋ don droing lér bionṁuin hainm.

133. Daingniḋ mo ċoisceime an do bhréiṫir; agus ná léig duirċóid ar biṫ uáċtaránaċt do breiṫ orum.

134. Sáor mé ó ṡáruġaḋ na ndaóine: agus coimhéadfa mé haiṫeanta.

135. Taḃair ad ṡaiḋ ḋealruġaḋ air do ṡeirbhiseaċ: agus teagaisg dam do reaċta.

136. Sil

136. Silid srutha uisgeaḋ ar mo ṡúilib: do bhríġ nach ccoimhéadaid do dligheaḋ.

TSADDI.

137. Is fíreunta tú, a Thiġearna: agus atáid do bhreitheamhnuis díreach.
138. Daithin tú tfiaḋnuiseaḋ [illegible] fírénta agus ro fírineach.
*Psal. 39. 9. Ioan. 2. 17. 139. * Do ġearr mo thnúth-ghrádh amach mé: do bhríġ gur dearmadar mo naimhde do bhriathra.
140. Do dearbhaḋ do bhriathar-sa go mór: agus is ionmhuin led seirbhiseach í.
141. Is beag misi agus is tarcuisneach: níor dearmaid mé haitheanta-sa.
142. Is fírénteacht siorruidhe tfírénta-sa; agus is fírinne do dligheaḋ.
143. Tárlaig anacra, agus goimh chugam; is iad haitheanta mo ḋúilghes.
144. Atá fírénteacht tfiaḋnuiseaḋa go siorruidhe; tabhair tuigsi dam, agus mairfe mé.

COPH.

145. Eighim rem uile chroidhe; cluin mé, a Thighearna: coimhéadfa mé do reachta.
146. Eighim chugad-sa, agus coimhéadfad tfiaḋnuiseaḋ.
147. Do moicheirghe mé ré tteacht an laói, agus do éighios: do bí mo dhúil red focalsa.
148. Bíd mo ṡúile na ndúsgaḋ a ttrátháib [na hoidhche] chum smuaineaḋ ann do bhreithir.
149. Cluin mo ġuth do réir do thrócaire: a Thiġearna, do réir do bhreitheamhnuis beoġaid mé.
150. Atáid ag teacht a bfogus, noch leanas duirchóid, atáid a bfad ód dligheaḋ.
151. Atá tusa a bfogus, a Thiġearna: agus is fírinne haitheanta uile.
152. A ttáob tfiaḋnuiseaḋa bá fios dam re fada, gur suiḋiġ tú iad go siorruidhe.

RESH.

153. Dearc ar mannacra, agus sáor mé: óir níor dhearmuid mé do dligheaḋ.
154. Tagair mo chúis, agus sáor mé; do réir do bhréithre beoġaid mé.
155. As fada slánuġaḋ ón gcoirpe: óir ni iarruid do reachta.
156. Is líonmhar do thrócaire chineulta, a Thiġearna: beoġaid mé do réir do bhreitheamhnuis.
157. Is líonmhar luchd mo buáidearta, agus mesccáirde: níor chláon mé ó tfiaḋnuisibsi.
158. Do chonnairc mé luchd an tsáruighthe, agus do bhí mé doilghiosach, do bhrigh nár choimhéadadar tfocal.
159. Féuch gur bionmhuin liom haitheanta: a Thiġearna, do réir do thrócaire beoġaid mé.
160. As fírinne tosach do bhréithre: agus biaid uile bhreitheamhnuis fírénta go siorruidhe.

SCHIN.

161. Do ainlęnadar prionnsaidhe mé gan adhbhar: acht do bhi eagla ar mo chroidhe red bhreithirsi.
162. Gáirdighim red focal mar an té do ġeib móiredáil.
163. Fuathuighim, agus bí gráin agam ar bhréugaib; is ionmhuin liom do dligheaḋ.
164. Molaim tú seacht nuaire san ló; a ttaob breitheamhnus tfírénta-sa.
165. Atá síothcháin mór don luchd ghráḋuighes do dligheaḋ-sa: agus ni bfuil ceap tuisliġe na nagaiḋ.
166. Do bi mo ḋóigh ann do slánuġaḋ, a Thiġearna: ⁊ do chomaill mé haitheanta.
167. Do choimhéad manam tfiaḋnuiseaḋa, agus do ġráḋuiġ sé iad go ro mór.
168. Do choimhéad mé haitheanta, agus tfiaḋnuiseaḋa; óir atáid mo shlighthe uile ad látair-si.

## TAU.

169. Tigeadh méigeadh a ngar ad lathair, a Thighearna: tabhair tuigsi dam do réir do bhréithre.
170. Tigeadh mo ghearán ós do choinne: do réir do bhréithre sáor mé.
171. Laibheoraidh mo bheul moladh, mar mhúinfios tusa do reachta dam.
172. Freagoraidh mo theanga do bhriathar; óir is firinntacht haitheanta uile.
173. Cuidigheadh do lám riom, óir rug mé haitheanta do roghain.
174. Do bhi mian agam ad shlánughadh, a Thighearna: agus isé do dligheadh maóibhneas.
175. Mairheadh manam, agus molfa sé thusa: agus cuidigheadh do bhreitheamhnus liom.
176. Do bhi mé ar seachrán mar cháoiriigh ar ndul a mugha: iarr do sheirbhiseach; óir níor dhearmaid mé haitheantasa.

## PSALM. 120.

Caintic céimeadh.

DO éigh mé chum an Tighearna an mo bhuáidhreadh, agus do chualaidh sé mé.
2. A Thighearna, sáor manam ó bheul na mbréug, ó theangaidh nó ceilge.
3. Cred do bhéartar duitsi? no cred dhéuntar leis, a theanga na ceilge?
4. Soighde géara an chumachtaigh, maille re griosaigh chrainn Iuniper.
5. A maing damsa, do ni comhnuighe a Mesech, go comhnuighim a ttightibh Sédair.
6. Is fada do bhi manam na comhnuighe a bfochair an té lé nach ionmhuin síothcháin.
7. Atáimsi ar son síothchána; agus má labhruim, atáidsion chum cogaidh.

## PSALM. 121.

Caintic céimeadh.

TOigfiodh súas mo shúile chum na ccnoc, as a ttiocfa mo chabhair.
2. * Is ón TTighearna atá mo chabhair, noch do rinne neamh agus talamh. *Psal.
3. Ni léigfidh sé dot chois corrughadh, ni choideola an té choimhéadas tusa.
3. Féuch, an té choimhéadas Israel, ni dhéana sé táimhnéull ná codladh.
5. Isé an Tighearna thfear cosanta: isé an Tighearna do scáth air do láimh dheis.
6. San ló ni buáilfe an ghrian thú: nó an ghelach san noidhche.
7. Cumhdeochaidh an Tighearna thú ó gach uile olc; coimhéadfa sé hanam.
8. Cumhdeochaidh an Tighearna do dhul amach, agus do theacht a steach: ó namsa amach agus go síorruidhe.

## PSALM. 122.

Caintic céimeadh Dháibhi.

DO luáthgháirighios ris an luchd a dubhairt lem, téigheam go tigh an Tighearna.
2. Atáid ar ccosa na seasamh ann do gheataibh, a Ierusalém.
3. Ierusalem ar na tógbháil mar chathraidh, atá ar na coimhcheangal innte féin ré chéile.
4. Oir is innte sin suas téid na treabha, treabha an Tighearna go fiadhnuisi Israel, chum anma an Tighearna do moladh.
5. Oir suighfid ann sin a suighibh rioga chum breitheamhnuis, cathaóire rioga tighe Dháibhi.

6. Guidhidh

6. Guiḋiḋ ar son síoṫċána Ierus-
salem; biḋis a síoṫċáin noċ ler bion-
mhuin tú.
7. Bioḋ síoṫċáin an̄ do ḋaingion,
sonas a stiġ an̄ do pálásaiḃ.
8. Ar son mo ḋearbraiṫreċ, agus
mo ċarad, a deraḋ a nois, bioḋh
síoṫċáin ionnad.
9. Ar son tiġe an Tiġearna ar
Ndé, iarrfa mé maiṫ ḋuitsi.

## psalm. 123.

Caintic ċéimeaḋ.

Chugadsa tógbhuim súas mo
shúile, ó tusa noċ áitreab-
bus an̄sna neamhuiḃ.
2. Féuċ mar atáid súile
na seirbiseċ ċum láimhe a maiġistir;
mar atáid súile banóglaċ ċum láimhe
a maiġistreása, is mar sin atáid ar
súilene ċum an Tiġearna ar Ndia, go
raiḃ sé grásamhuil duinn.
3. Dén trócaire orruinn, a Thiġearna,
dén trócaire orruinn: óir atámaoid ar
namlionaḋ le tarcuisne.
4. Is mór atá ar nanam ar na
lionaḋ le tarcuisne na druinge atá
a suaimneas, re tarcuisne na nuáib-
reaċh.

## psalm. 104.

Caintic ċéimeaḋ Dháibi.

Muna beiṫ an Tiġearna linn,
abraḋ Israel anois:
2. Muna beiṫ an Tiġear-
na linn, an tan ḋeirg-
ear ḋaoine súas ar naġaiḋ.
3. Ansin do sluigfidis súa sbeo
sinn; mar do las a bfearg ar naġaiḋ.
4. An̄ sin do báitfidis na huisgeaḋa
sinn, do raċaḋ an tuile tar ar na-
nam.
5. Ansin do raċaidis na huisgeaḋa
uaibreaċa tar ar nanam.
6. Go mao beannuiġṫe an Tiġearna, naċ
ttug sinn mar ċreiċ dá bfiaclaiḃ.
7. Atá ar nanam mar ēn ar nim-
teaċt as líon na bpiaḋaċ; atá an líon
ar na ḃrisedh, agus dimṫiġeamne
slán.
8. *Is a nainm an Tiġearna atá * Psal. 121. 2.
ar bfurtaċt, noċ do rinne neam agus
talamh.

## psalm. 125.

Caintic ċéimeaḋ.

Biáid an luċt ċuirios a ndóiġ
ansa Tiġearna mar sliaḃ
Sion, naċ féidir a ċorruġ-
ġaḋ, aċ maires go bráṫ.
2. Ierusalem, atáid na sléibte
na timċiollsin, agus atá an Tiġear-
na a ttimċioll a ḋaoine ó nuáirsi a-
gus go síorruiḋe.
3. Óir ni ḋénaiḋ slat an ċorbuiḋ
comhnuiḋe ar ċrannċur na bfíréun; ion-
dus naċ sinfid na fíréin a láma a-
mach ċum corbuiḋ.
4. Dén maiṫ a Thiġearna do na
deaġḋaóinib, agus don dirreċ a ccroi-
ḋe.
5. Aċt an luċt ċláonas ċum na
ndroiċsliġeaḋ, treórocaiḋ an Tiġearna
iad lé luċt oibriġṫe a néagceirt: go
raiḃ síoṫċáin ar Israel.

## PSALM. 126.

Caintic céimeadh.

NUAIR do thug an Tighearna braighdionas Sion agus ais, bá cosmhuil sinn leis a ndroing do chidh aisling.

2. Ansin do lionadh ar mbeul ré gáireadha, agus ar ttenga ré luathgháire; a dubhradar ansin a measg na gcineadhach, do rinne an Tighearna lēta móra dóibh.

3. Do rinne an Tighearna neithe móra linne, atámaóid luathgháireach.

4. Iompoigh a ris a Thighearna ar mbraighdionas mar na srothaibh budh dheas.

5. An dream churios siol a ndeóraibh, bearfaid a luathgháire.

6. An té dimthigh amach go doilghiosach, agus do ghuil ag cur a sil: tiocfa sé lé luathgháire, ag iomchar a phunann.

## PSALM. 127.

Caintic céimeadh Sholaimh.

MUNA bhfoirgnighe an Tighearna an tigh; is diomaóin oibrighid an lucht foirgnighios e: muna ccumhduighe an Tighearna an chathair, is go diomaóin do ni an fear coimhéuda faire.

2. Is diomaóin dibhsi, noch éirghios go moch, suighios go deighionach, noch ithios arán an doilghiosa: marsin do bheir sé codladh dá fior ghráidh.

3. Féuch, is oighreacht don Tighearna clann: toradh na broinne a luaidheas.

4. Mar shoighde a láimh an duine ar-rachtaigh, is amhluigh sin atá clann na hóige.

5. Is sona an duine agá bhfuil a bol-gán soighiod lán diobh: ni bhiáidh claoidh-te an tan laibheoras lé na naimhdibh san gheata.

## PSALM. 128.

Caintic céimeadh.

IS sona gach áon, agus a bhfuil eagla an Tighearna, noch shioblas iona shlightibh.

2. Oir iosfa tú sáothar do lámh féin: biáidh tú sona, agus rachaidh go maith dhuit.

3. Biáidh do bhean cosmhuil ris an bhfíneamhuin thoruigh ar tháobhuibh do thighe: do chlann cosmhuil le plandoighibh chroinn na hola a ttimchioll do bhóird.

4. Féuch, gur marso bhias an duine beannuighthe agus a bhfuil eagla an Tighearna.

5. Beannéochuidh an Tighearna tú as Sion: agus do chifidh tú maith Ierusalem uile láethe do bheatha.

6. Agus do chife tú clann do chloinne, agus siothcháin ar Israel.

## PSALM. 129.

Caintic céimeadh.

IS minic do bhuáidhreadar mé óm óige, abradh Israel a nois:

2. Is minic do bhuáidhreadar mé óm óige: gidheadh ni rugadar buáidh orum.

3. Do threabhadar na treabhthaigh agus mo dhruim: do rinneadar a niomaire fada.

4. Atá an Tighearna fíréunta, noch do ghearr ó chéile téuda na gciontach.

5. Cláoidhtear iad, agus iompoighthear ar gcúl gach a bhfuathuighionn Sion.

6. Bidis

6. bidiṡ cosṁuil ris an bfeur ḟásas a mullaċaiḃ na ttiġteaḋ, noċ ċrionas ni is doiċe ná ḟásas go hiomlán.
7. Le naċ lionann an buaintiġe a lám, ná fear ceangail na bpunann a ḃrollaċ.
8. Agus naċ abraid luċt gabála na sliġeaḋ, bioḋ beannuġaḋ an Tiġearna oraiḃ: beannuiġmid sib a nainm an Tiġearna.

## PSALM. 130.

Caintic ċéimeaḋ.

AS na haigéinaiḃ déiġ mé ortsa, a Ṫiġearna.
2. A Ṫiġearna, cluin mo guṫ; bidis do ċluasa aire cum gota mo ġearáin.
3. Má ṫugann tú cionta dot aire, a Ṫiġearna: a Ṫiġearna, cia seasfas.
4. Aċt is agadsa atá maiṫeaṁnuis, ionnus go mbiáiḋ eagla romad.
5. Do feiṫ mé ris an TTiġearna, atá manam ag feiṫiom, agus iona bréiṫir atá mo ḋóiġ.
6. Atá manam ag feiṫiom ris an TTiġearna, ni sa mó ná do nid luċt faire ris an maidin.
7. Bioḋ dóiġ ag Israel san TTiġearna: óir is ag an TTiġearna atá trócaire, agus aiġeisíon atá iomad fuascalta.
8. Agus fuaisgeolaiḋ sé Israel ó na uile ċiontaiḃ.

## PSALM. 131.

Caintic ċéimeaḋ Ḋáiḃi.

A Ṫiġearna, ni bfuil mo ċroiḋe árd, ni mó atáid mo súile ar na ttógbáil suas: agus níor siubhlas a naḋbarraiḃ móra, 7 a neiṫiḃ iongantaċa is áirde ná mé.
2. Naċ ar ċumas, agus naċ ar ċiunnios manam na ċomnaiġe mar leanam do coisgfiḋ do ċíċ agá maṫair: mar leanam ar ccosg do ċiġ atá manamsa.
3. Oirnaḋ Israel feiṫeaṁ ris an TTiġearna ó so amaċ, agus go siorruiḋe.

## PSALM. 132.

Caintic ċéimeaḋ.

CUimniġ, a Ṫiġearna, Ḋáiḃi agus a uile buaiḋreaḋ.
2. Noċ ṫug mionna don Tiġearna, ṫug a móid do Ḋhia ċumaċtaċ Iácob [ag ráḋ]
3. [Mar iongnaḋ mé] má ṫéiġim a steaċ a ttegais mo ṫiġe, má ṫéiġim suas ar mo leabaiḋ cóiriġṫe:
4. Má ṫugam codlaḋ dom ṡúilibh, táimnéull do moglaiḃ mo ṡúl,
5. Go bfaghar ionad don Tighearna, ionad comnaighe do Dhia ċumasaċ Iácob.
6. Féuċ, do ċúalamar so an Ephrátah: fúaramar é a maghaiḃ na coilleaḋ.
7. Raċam a steċ iona nionadaiḃ comnaighe: claonfam sinn féin chum cos-stóil a ċos.
8. * Eirigh, a Thighearna, chum hionaid comnaighe; tú féin, agus áirc do neirt. * 2 Croin. 6. 41. Vibhr. 10. 35.
9. Bidis do sagairt éidighṫe le fírénntaċt: agus déindis do naoim lúathgháire.
10. Ar son Dáibi do seirbisigh ná fill uáin aghaid hungṫaiḋ.
11. Do mionnaigh an Tighearna do Dháibi a bfírinne; ni fillfe sé uáḋ sin: * do toraḋ do bronn suidheoċaiḋ sé ann do ċaṫaóir ríogha. * 2 Sam. 7. 12. 1 Riogh. 8. 25. 2 Croin. 6. 16. Luc. 1. 69. Gniomh. 2. 30.
12. Má ċoiméadaid do ṁic mo ċunnraḋ, agus mfiaghnaiseaḋa, noċ muinfeaḋ dóib, suighfid a cclann mar an cceḋna go siorruighe ann do ċaṫaóir ríogha.

13. Oir

13. Oir do ṫoġ an Tiġearna Sion, do ḃrīġ é mar ionad suiḋe [ġa ráḋ.]
14. Asé so mo ṡuáimneas go siorruiḋe: annso do ḋéanad comhnuiġe, óir fuáir mé dúil innte.
15. Beinneoċad a maiṫeasa go hiomarcaċ, sásfa mé a boiċt le harán.
16. Agus éideoċaiḋ mé a sagairt ré slánuġaḋ, agus do ḋéanaid a naóiṁ gáirdeaċus ré lúaṫġáire.
* Luc. 1. 69. 17. * Annsin do ḃéar an aḋairc Dháibi fás, do órduiġ mé solus dom unġṫaċ: éideoċad a naimde ré náire, aċt bláiṫeoċuiḋ a ċoróinsion air féin.

---

## Psalm 133.

Caintic ċéimeaḋ Dháibi.


Euch caiḋe an ṁaiṫ agus an taóibneas sin dearbráiṫre do ḋéanaṁ comhnuiḋe a naónionad amáin.
2. Mar an deaġola ar an gceann, ag tuitim air an bféusóig, féusóg Aaron: noċ do ċuáiḋ sios go sciorta a éaduiġ.
3. Mar ḋrúċt Hermon, noċ ṫuitios ar ṡléibtib Sion: óir is annsin do aiṫin an Tiġearna beannuġaḋ na beaṫa go siorruiġe.

---

## Psalm 134.

Caintic ċéimeaḋ.


Euchuiḋe, beannuiġios an Tiġearna, sibsi a ṡeirbiseaċa an Tiġearna uile: noċ ṡeasas a ttiġ an Tiġearna sna hoiḋċib.
2. Tógbaiḋ suas bur láma ċum na sanctóra, agus beannuiġ an Tiġearna.
3. Go mbeannuiġ an Tiġearna ṫū as Sion: cruṫuiġeóir nime agus talṁan.

---

## Psalm 135.


Olaiḋ an Tiġearna; molaiḋ ainm an Tiġearna, molaiḋ é, a ṡeirbiseaċa an Tiġearna.
2. Noċ ṡeasas a ttiġ an Tiġearna, a gcúirtib tiġe ar Ndé.
3. Molaiḋ an Tiġearna, óir is maiṫ an Tiġearna: canaiḋ sailm dá ainm; óir atá sé aóibinn.
4. Oir do ṫoġ an Tiġearna Iácob dó féin, Israel do beiṫ na ionnmus áiriġe aige:
5. Oir is aiṫne dam gur mór an Tiġearna, agus go bfuil ar tTiġearna ós cionn a nuile dhée.
6. Do rinne an Tiġearna gaċ ni do ṫoguiġ féin air neam agus air talaṁ, annsna fairgeaḋuiḃ, agus annsna huile aigéinib.
7. Tógbuiḋ sé súas na * deaṫuiġe ó ḟoirimeal na talṁan, do ni tinnteaċ ċum fearṫanna: ag tabairt na gaóiṫe amaċ as a ionnmusaib. * Jer. 10.13.
8. * Noċ do buáil céidġeinne na hÉgipte ó ḋuine go beaṫaċ. * Vibhr. 12. 29.
9. Do ċuir sé comarṫadha agus iongantа ċugadsa, a Egipt ann do meaḋon: air Pharao, agus air a uile ṡeirbiseaċaib.
10. * Noċ do buáil iomad cineaḋaċ, agus do ṁarb Riġṫe móra: * Vibhr. 21. 24. &c.
11. Sihon Riġ na Namoriteaċ, agus Og Riġ Básan; agus uile ríoġaċta Chánaain.
12. * Agus tug sé a bfearann mar oiġreaċt, na oiġreaċt Disrael a pobal féin. * Jos. 12. 7.
13. A Thiġearna, atá hainm go siorruiġe; a Thiġearna, atá do ċuiṁne ó ġinealaċ go ginealaċ.

14. Oir

14. Oir bḟuaraidh an Tighearna brei-
ṫeamhnus ar a ḋaoinibh: agus biaidh
aithreċus ar a ttaobh a ṡeirbhiseach.
*Psal.115 4. &c. 15. * Is airgiod agus ór, iomháighe
na ngeinteadh, obair láimh ḋaoine.
16. Atá béul aca, agus ni labhraid;
atáid súile aca, agus ni ḟaicid siad.
17. Atáid clúasa aca, agus ni
ċluinid; agus ni bḟuil fós anál iona
mbéul.
18. Is cosmhuil riu an luċt do ni iad;
gaċ a ċuirios a ndóigh ionta.
19. A ṫigh Israel, beannuigh an Ti-
ghearna: a ṫigh Aaron, beannuigh an
Tighearna.
20. A ṫigh Lébi, beannuigh an Ti-
ghearna: sibhsi ar a bḟuil eagla an
Tighearna, beannuighe an Tighearna.
21. Go madh beannuighthe an Tighearna
as Sion, noċ chomhnuigheas an Ierusa-
lem. Molaidh an Tighearna.

## PSALM. 136.

*Psal.106.1. 107.1. & 118.1. MOlaidh * an Tighearna, oir is
maiṫ é: óir [mairidh] a
ṫrócaire ċoiḋċe.
2. Molaidh Día na ndée;
óir [mairidh] a ṫrócaire ċoiḋċe.
3. Molaidh Tighearna na ttighearnadh;
óir [mairidh] a ṫrócaire ċoiḋche.
4. An té do ni iongantadh móra: óir
[mairidh] a ṫrócaire ċoiḋche.
Gen. 1. 1. 5. * An té do rinne na flaithis le
heagna: óir [mairidh] a ṫrócaire
choiḋche.
Gen. 1. 9. 10. 12. 6. * An té do sin amaċ an talamh
ós cionn na nuisgeadh: óir [mairidh]
a ṫrócaire coiḋche.
Gen. 1. 14. 7. * An té do rinne soillsighe móra:
óir [mairidh] a ṫrócaire ċoiḋċe.
8. An ghrian do riaghladh san ló:
óir [mairidh] a ṫrócaire choiḋche.
9. An ghealach, agus na rélta
do riaghladh na hoiḋċe: óir [mairidh]
a ṫrócaire choiḋche.

10. * An té do ḃuail an Égipt, *Exod.12.29.
maille re na ċéidgeinibh: óir [mairidh] a
ṫrócaire choiḋche.
11. * Agus thug Israel as a mea- *Exod.13.17.
dhón sin: óir [mairidh] a thrócaire
choiḋche.
12. Le láimh láidir agus le righ
sínte amaċ: óir [mairidh] a ṫró-
caire coiḋċe.
13. An té do roinn an muir ruadh a
ndá ċuid: óir [mairidh] a ṫrócaire coiḋċe.
14. * Agus tug ar Israel dul tríd *Exod.14.21.
a meḋón: óir [mairidh] a ṫrócaire coiḋċe.
15. * Agus do ċlaoidh Pharao *Exod.14.28.
agus a ṡlúagh ansa muir ruaidh: óir
[mairidh] a ṫrócaire coiḋċe.
16. * An té do ṫreoruigh a ḋaoine *Exod.15.22.
san ḋíoṫrabh; óir [mairidh] a thró-
caire coiḋche.
17. An té do ḃuail Righte móra:
óir [mairidh] a ṫrócaire coiḋche.
18. * Agus do marḃ Righte oir-
ḋearca: óir [mairidh] a ṫrócaire *Deut.29.7. Psal.135.10.
choiḋċe. Vibhr.21.29.
19. *Sihon Righ na Namoriteach: *Vib.21.23.
óir [mairidh] a ṫrócaire coiḋche.
20. *Agus Og Righ Basan: óir *Vib.21.33.
[mairidh] a ṫrócaire coiḋċe.
21. * Agus tug a bḟearann mar *Jos.12.7.
oighreaċt: óir [mairidh] a ṫrócaire coiḋche.
22. Oighreaċt ḋIsrael a ṡeirbhiseaċ:
óir [mairidh] a ṫrócaire coiḋċe.
23. Noċ do ċuimhnigh orrainn ionar
staid uirisil: óir [mairidh] a ṫró-
caire coiḋche.
24. Agus dfuasgail sinn ó ar naimh-
dibh: óir [mairidh] a ṫrócaire coiḋche.
25. Do beir sé arán do nuile ḟeoil:
óir [mairidh] a ṫrócaire coiḋche.
26. Molaidh Día nimhe: óir [mairidh]
a ṫrócaire choiḋche.

PSALM.

## PSALM. 137.



Láimh re sruthaibh Bhabilón, ann sin do shuidheamar, do ghuileamar fós; mar do chuimhnigheamar Sion.

2. Do chrochamar ar gcláirseacha ar shaileógaibh iona meadhón sin.

3. Oir annsin diarradar an luchd do rug a láimh sinn briathra ceóil, agus an dream do rinne carnáin dinn lúathgháire, [ag rádh] canaidh dúinn [cuid] do chaintícibh Sion.

4. Cionnus chanfam caintic an Tighearna a ttalamh coimhthigheach?

5. Má dhearmadaim thusa, ó Ierusalem, dearmadadh mo lámh dheas a gliocas.

6. Ceangladh mo theanga dúachtar mo bheil, muna ccuimhnighe mé ortsa, muna ttógba mé Ierusalem ós cionn mullaigh mo sóláis.

7. Cuimhnigh, a Thighearna, clann Edom a ló Ierusalem, noch a dubhairt: tochlaidh, tochlaidh i go nuige a híochdar.

8. O, a inghean Bhabilón noch díothlaighthear, budh sona an té aithdhíolfas leatsa do luáidheacht noch do dhíol tú linne.

* Esai. 13. 16. 9. Budh sona an té noch ghlacfas agus * buáilfios do naóidhin a nagaidh na cairge.

## PSALM. 138.

Psalm Dháibhi.



* Ps. 119. 46. Molfa mé thú lem uile chroidhe; * ós coinne na ndée canfa mé salm dhuit.

2. Do dhéna mé adhradh cum páláis do naomhtheachta, agus molfa mé hainm ar son do thrócaire, agus tfírinne: óir do mhóraidh tú do bhriathar réd ainm uile.

3. Anſa ló mar do ghairm mé, do fhreagair tú mé: do fairsingidh tú neart am anam.

4. A Thighearna, molfaid Rígthe na talmhan thú: óir do chualadar briathra do bheil.

5. Agus do dhéanaid ceól a slighthibh an Tighearna: óir is mór glóir an Tighearna.

6. Bíodh gur bárd an Tighearna, gidheadh do chí sé an tumal, agus aithnighe sé an tuáibhreach a bfad uadh.

7. Má siubhlaim a meadhón an chumgaidh, aithbheóchaidh tusa mé: ar son feirge mo námhad sínfe tú uait do lámh; agus tárthochaidh mé lé do láimh dheis.

8. Coimhlionfa an Tighearna [a obair] ar mo shonsa; atá do thrócaire, a Thighearna, go siorraidhe: ná tréig obair do lámh.

## PSALM. 139.

Don príomhfhear ceóil, psalm Dháibhi.



A Thighearna do chuartuigh tú mé go léir, agus daithin tú mé.

*Psal. 4 2. Is aithne dhuit mo shuidhe, agus méirghe: tuige tú mo smuáinteadh a bfad uait.

3. Spíona tú mo chasán, agus mo luidhe síos, agus atá tú eolach air mo shlighthibh uile.

4. An tan nach bfuil an focal ann mo theangaidh, féuch, a Thighearna, is aithne dhuitse sin uile.

5. Am dhiaigh agus romham gabhaidh tú am thimchioll; leagaidh tú do lámh orum.

6. Is iongantach héolus ós mo chionn; atá sé árd, ní fhédaim rochtain chuige.

7. Cá háit a racaidh mé ó do spiorad? nó cá háit a tteichfe mé ó do radharc?

8. Má

* Amos 9. 2, 3, 4.

8. * Má ċéighim súas go flaiṫeamhnus, atá tusa ann; má ullmhuighim mo leabaidh a nifrionn; feuċ, atá tusa a láṫair.

9. Má gabhuim sciaṫáin na maidne, agus má ċomhnuighim a ranaibh foirimlaċa na mara.

10. Ann sin fós treórochuidh do lámhsa mé; agus coimeóchuidh do lámh dheas mé.

* Job 26. 6. Hebh. 4. 13.

11. * Agus má deirim, foileochuidh an dorċadus mé go deimin; biáidh a noiḋċe go dearbhṫa na solus am ṫimċioll.

12. An dorċadus féin ni dorċuighionn uáitsi; agus do beir a noiḋċe solus uaiṫe mar an lá: mar an ndorċadus is amhluidh sin atá an solus.

13. Oir do sealbhuidh tú mo dubáin, dfolaigh tú mé a mbroinn mo ṁaṫar.

14. Molfa mé ṫú, do brigh go ndéarnadh mé go hiongantaċ re hoibreachuibh; is oirdeirc hoibreaċa, agus atá a fios sin aig manamsa go ro ṁaiṫ.

15. Ni raibh mo neart a bfolaċ orrtsa an tan do rinneadh mé a nuáignios, agus do hoibrigheadh mé go healadhanta a ranaibh ioċtaraċa na talman.

16. Do ċonncadar do suile mo ṁeall mioċumṫa, agus do bádar uile scriobhṫa an do leabharsa, cia an lá do dhealbhadh a ndeilbh an tan nach raibh aon diobh?

* Psal. 40. 5.

17. * Ar a nadhbharsin cred é mórluáigh atáid do smuáintighthe damsa, a Dhé? cred é méud a nuimhir?

18. Dá náirmhim iad, is lia iad le a gcomáireamh, ná an gaineamh; músgluim, agus atáim do ghnáṫ agadsa.

19. Má marbhann tú na ciontuigh, a Dhé: a dháoine fuilteaċa, imṫighiḋh uáimse.

20. Noċ labhras ad aghaidh go hurċóideaċ, agus do naimhde beir [hainm] go díomhaóin.

21. Naċ bfuil fúaṫ agamsa orrṫa, a Thighearna, agá bfuil fuaṫ orrtsa? agus naċ bfuil fearg orum leis a ndroing éirghios súas ad aghaidh.

22. Le fúaṫ diongmálta fuaṫuighim iad; atáid mar naimhde agam.

23. Cuartuigh mé, a Dhé, agus tuig mo ċroidhe: tearcuidh mé, agus tuig mo smuáintighe.

24. Agus feuch an bfuil slighe ar biṫ ċiontaċ ionnam, agus treóruidh mé a slighe na síorruidheachta.

---

## PSALM. 140.

Don priomhfhear ceóil Psalm Dhaibhi.



Saor mé, a Thighearna, ón droċdhuine: ó fhior a nfoiréigin coimhéd mé.

2. Noċ smuáinios uilc ina gcroidhe; ar feadh an laói cruinnighid a gceann a ċéile ċum cogaidh.

3. * Do ghéruigheadar a tteangṫa amhuil naiṫir nimhe: atá nimh naiṫreaċ iona mbéul. * Romh. 3. 13. Psal. 58. 4.

4. Coimhéd mé, a Thighearna, ó lámhaibh na cciontaċ: didin mé ó fhior a nfoiréigin, noċ sháoilios mo ċoisceime do ċlaóidh.

5. Dfolaigheadar na huáibhrigh an paintéar am ċoinne, agus corduighe: do sineadar lion ré taobh na slighe, do ċuireadar innle am ċoinne.

6. A dubhairt mé ris an Tighearna, is tusa mo Dhia: cluin, a Thighearna, guṫ mataċuinge.

7. A Thighearna a Dhé, neart mo ṡlánuighṫe, dfolaigh tú mo ċeann a ló an ċaṫa.

8. Ná deónuigh, a Thighearna, miana na gciontaċ: agus ná crioċnuigh, a Thighearna, a ttionnsgnamh; go nach árdeochuidh iad féin.

9. Ar son ċinn na ndaóine, noċ ṫimċiollas mé fá gcuáirt, folċadh tubaisde a mbéil féin iad.

10. Tuiteadh gúal orrṫa, teilgthear annsa teine iad, a bpollaibh doimhne, iondus naċ néirgid.

11. Ná daingnightior fear na droiċ-

ṫeangṫa ar talaṁ: fear a nfoirḟéigin do ḋéna uilc ſeilg ar cum a ḋíbeartha.

12. Is aiṫne ḋaṁ go nḋéna an Tiġearna ceart don buaiḋeartaċ, agus breiṫeaṁnus do na ḃoċtaiḃ.

13. Go deiṁin molfa an fíreun hainm; biáiḋ an ceart na cóṁnuiḋe ar haġaiḋ.

## PSALM. 141.

Psalm Dháibi.



A Thiġearna, éiġim ċugadsa, déan deiṫfir ċugam; tabair éisteaċt dom ġuṫ an tan ġairim ort.

2. Bioḋ murnaiġ ar na ḋíriuġadh ós coiṁe haiġṫe mar ṫúis, tógbáil súas mo láṁ mar ioḋbairt an tráṫnóna.

3. Cuir, a Thiġearna, faire ar mo ḃéul: coiṁéd doras mo ṗusinneḋ.

4. Ná claon mo ċroiḋe ċum droiċneiṫe, ċum droiċġníoma do ḋéanaṁ re ḋaóiniḃ noċ oibriġios uilc: agus ná léig ḋaṁ iṫe dá mbiaḋaiḃ millsi.

5. Buaileaḋ an fíreun mé, buḋ cineul ḋaṁ sin: fós imḋeargaḋ sé mé, buḋ ola sin naċ brisfiḋ mo ċeann: biáiḋ fós mo ġuiḋe léo iona nanacair.

6. Mar béiḋ a mbreiṫeaṁuin ar na tteilgion síos lé táobaiḃ na cairge, ansin cluinfid mo briaṫrasa, óir is dáoibinn iad.

7. Mar ṫoċlas neaċ, agus sgoilteas sé [coṁaḋ] ar an ttalam, atáid ar gcnáṁa ar na sgaṫaḋ a ttimċioll béil na huáiġe.

8. Acht ċugadsa, a Dhia mo Thiġearna, atáid mo súile: ionadsa do ċuir mé mo ḋóiġ, na léig manam gan ḋíon.

9. Cumhdaiġ mé ar neart an painteir, noċ do ſuiḋeadar am coiṁe, agus ar iḃiḃ luċta oibriġṫe na huilcóiḋe.

10. Tuiteaḋ na ciontaiġ iona líontaiḃ féin, an feaḋ biás misi ag dul ṫairis.

## PSALM. 142.

Psalm teagaisg Dháibi; urnaiġ an tan do ḃí sé san núamaiġ.



Lem ġuṫ do ġáir mé ċum an Tiġearna; lem ġuṫ do ġuiḋios mo ġuiḋe ċum an Tiġearna.

2. Do ḋóirt mé mo ġearán amaċ ós a coiṁe, dfoillsiġ mé manacair iona fiaḋnuise.

3. A nuáir do ḃí mo spioraḋ claóiḋte ionnum, ansin bá haiṫne ḋuitsi mo ċasán: ansa tsliġe ionar siubail mé do ċuireadar painteir romam.

4 Dfeuċus ar mo láiṁ ḋeis, agus ḋamaiscios, 7 ni raiḃ áon do aiṫneoċaḋ mé; do ṁeaṫ ḋídean orum, ni raiḃ áon do iarr manam.

5. Do ġáir mé ċugadsa, a Thiġearna, a duḃairt mé, is tusa mo ḋídean, mo ċuid ronna a ttalam na mbeo.

6. Tabair aire dom éiġeam, óir atáim ar misliuġaḋ go mór: sáor mé ar luċt mainleanamna, óir atáid ro neartmar am aġaiḋ.

7. Tabair manam as prìosún, ionnus go molfuinn hainm: iaḋfuiḋ na fíréin am timċioll, oir biáiḋ tusa tioḋlaiceaċ ḋaṁ.

## PSALM 143.

Psalm Dháibi.



A Thiġearna, cluin murnaiġ, tabair éisdeaċt dom aṫċuinge, ann ṫfírinne freagair mé, 7 ann ṫfíréantaċt.

2. Agus

2. Agus ná téigh a mbreiteamhnus le do ṡeirḃiseaċ; óir ní ḟírinntear neaċ béo aṅ * ṫḟiaḋnuise.

* Exod. 34 7. Romh. 3. 20. Gal. 2. 16.

3. Oir do riñe an námaid manam do aimleanmain, do leag sé manam cum na talman: tug sé orum comnuighe do ḋénam a ndorċadas mar an druing atá marḃ re fada.

4. Agus atá mo spiorad claóiḋte ionnam, atá mo ċroiḋe ionnam a stigh mearuighṫe.

5. Do ċuimnigh mé air a tseanaimsir, do smuáin mé ar hoibreaċaiḃ uile, do smuáin mé ar oibreaċaiḃ do lámh.

6. Do ṡín mé ó ċéile mo láma chugadsa, atá manam mar an ttalamh tartmhar chugad.

7. Eist deitnios, cluin mé, a Thighearna, atá mo spiorad ag meirtniughadh: ná folaigh haghaiḋ uáim, deagla go mbéinn cosmhail ris an ndroing noch téid síos ansa log.

8. Tabhair orum do ṫrócaire do ċloisdion air maidin, óir is ionadsa ċuirim mo ḋóigh: tabhair orum an tslighe daitnughaḋ, aṅ a siubola mé; óir is ċugadsa tógbuim suas manam.

9. Sáor mé óm naimdiḃ, a Thighearna; chugadsa teiṫim dom folach.

10. Muin dam do toil do ḋéanamh, óir is tú mo Dhia; treóruigheaḋ do ḋeighspiorad mé a steaċ a ttalamh an dírighis.

11. Beoḋuigh mé, a Thighearna, ar son hanma féin, aṅ ṫíreantaċt béaras tú manam amach as anacair.

12. Agus aṅ do ṫrócaire gearrfa tú mo uile naimde, agus sgriosfa tú gach a ttig a ttimchioll manma; óir is mé do ṡeirḃiseach.

---

## Psalm. 144.

Psalm Dháibi.



O maḋ beannuighṫe an Tighearna mo ċarraic, noch múnas mo láma chum caṫa, mo ṁéir chum cogaiḋ.

2. * Mo ṫrócaire agus mo ḋaingion, mo dídion agus mfear sáorṫa, mo sgiath, agus an té aṅ a gcuirim mo ḋóigh, noch umhluigheas mo ḋaóine fúm.

* 2 Sam. 22. 2, 3, 35, 49.

3. * A Thighearna, cred é an duine, as a mbeiriṅ tú aiṫne air? mac an duine, as a ttugaṅ tú mear air?

* Iob 7. 17. Psal. 8. 4. Eabh. 2. 6.

4. * Is cosmhail an duine le díomhaoinios; atáid a laéṫe mar sgáile ag dul ṫorta.

* Psal. 39. 5. Iob 14. 2.

5. A Thighearna, cláon do flaiṫis, agus tárr a nuas: bain ris na sléibtiḃ, agus do ḋénaid deataċh.

6. * Teilg uáit amaċ tinnteaċh, agus sgaoil iad; cuir uáit amaċ do soighde, agus claóiḋ iad.

* Psal. 18. 13, 14.

7. Cuir uait do lámh ó a nuas, sáor mé, agus tárrtaigh mé ó na huisgeoiḃ móra, ó láim na cloinne coigcriche:

8. Noċ a labhraid a mbéil díomhaóinios, agus a lámh deas gur lámh deas bréige í.

9. O a Dhé, canfa mé caintic núaḋ duit air an tsailmċéolaċ, agus air instrument deiċ tteud ċanfas mé sailm duit.

10. An té do beir slánughaḋ do Rígiḃ: an té ṫárrtuigheas Dáibi a ṡeirḃiseaċ ó ċloiḋiom a uile.

11. Tárrtuigh, agus sáor mé ó láim ċloinne an ċoimtighiḋ, noċ a labhraṅ a mbéul díomhaoineas, agus a lámh deas gur lámh deas bréige í.

12. Ionnus go rabhaid ar mic mar plandaighe móra ag fás iona nóige; ar ningheana mar cloċa cuirne ar na ngearraḋ, do réir ċosamhlaċt pálais.

13. Ar sgioból lán ag tabhairt a uile ċinéul stóir úaṫa; ar ttréuda ag breiṫ mílte agus deich mílte ionar sráidiḃ.

14. Ar ndaimh lán dfeóil, gan bruseaḋ a steaċ, ná dul amaċ; ná gearán aṅ ar sráidiḃ:

15. Is sona na daóine atá ansa riosa: as sona na daóine, ga bfuil an Tigearna na Dhia aca.

## PSALM. 145.

Psalm molta Dháibi.



MOlfa mé tú, ós áird mo Dhia, a Rígh, agus beinneoċad hainm ċoiḋċe, agus do bráṫ.

2. Gaċ áon lá beinneoċaid mé tú, agus molfad hainm coiḋċe agus do bráṫ.

3. Is mór an Tiġearna, agus is ionmolta go ro árrachta, agus ní bfuil cúartuġaḋ ar a mórḋaċt.

4. Molfa ginealaċ hoibreaċa do ġinealaċ oile, agus foillseoċaid do ġníomha cumaḋtaċa.

5. Laibeora misi ar dataṁlacht glóire do ṁórḋachta, agus ar do ġníomharṫaib iongantaċa.

6. Agus laibeoruid dáoine ar neart do ġníom uaṫbásaċ agus foillseoċa misi do ṁórḋas.

7. Laibeoruid siad ós áird cuimne do maiṫeasa móire, agus canfuid tfírintas.

8. * Atá an Tiġearna grásamuil agus lán do ṫruáiġe, fadfulaingteċ, agus mórṫrócaireċ.

9. Is maiṫ an Tiġearna do nuile, agus atá a ṫrócaire ós cionn a oibreċ uile.

10. Molfuid hoibreaċa uile tú, a Ṫiġearna, agus beinneoċuid do naoiṁ tú.

11. Laibeoruid siad ar ġlóir do ríoġaċta, agus do ḃlnaiḋ caint ar do neart.

12. Do ċur a ṁóirġníoma, agus mórḋas glórmar a ríoġaċta a numail do ċloinn na ndaoine.

13. Is ríoġaċt síorruiġ do ríoġaċtasa, agus do ċumaċtasa tre nuile ġinealaċ.

14. Congmaiḋ an Tighearna súas gach a mbí ag tuitim, agus tógbuiḋ súas a nuile ċlaonas síos.

15. Feitcid súile a nuile orrtsa, agus do beir tú a mbiaḋ dóib iona am féin.

16. Fosclaiḋ tú do láṁ, agus sásuiġ tú mian a nuile neiṫe béo.

17. Is fíréunta an Tigheárna iona slighṫib, agus is náoṁṫa iona oibriġib uile.

18. Is fogus an Tiġearna da gaċ áon ġoirios air, do gaċ áon ghoires ar a bfírinne.

19. Cóiṁlíonfa sé mian na druinge ar a bfuil a eagla: agus cluinfe sé a ngáir, agus sáorfa sé iad.

20. Coiṁéduigh an Tigheárna an méid ler bionmuin é, agus sgriosfa sé na huile ciontoiġ.

21. Laibheoruidh mo bhéul moladh an Tighearna: agus beannuiġeadh a nuile feóil ainm a naoṁṫasa ċoiḋċe, agus go bráṫ.

* Exod. 34 6, 7. Uibhr. 14, 18. Psal 86. 5. 15. & 103. 8.

## PSALM. 146.



MOluiḋ an Tighearna: ó manum, mol an Tiġearna.

2. Molfa mé an Tiġearna ann mo beaṫa: canfad sailm dom Dhia an fedh mharfiod.

3. * Ná cuiriḋ bur ndóigh a bprionnsuiġib, nó a mac an duine, ann nac bfuil sláinte.

4. Téid a anal amaċ, fillid sé chum a ṫalman, meaṫaid a smuaintiġṫe an láiṫir féin.

5. Is sona an té agá bfuil Dia Iácob aige mar ċabair, agá a bfuil a dóiġ ann sa Tiġearna a Dhia féin.

6. Noċ do rinne neaṁ agus talamh, an muir, agus a nuile ní atá ionnta: noċ chongmas fírinne go síorruiḋe.

7. Ag cur breiṫeaṁnuis a gcrich don té do lagruiġeaḋ, ag tabairt aráin do noċraċ: fúasclaiḋ an Tiġearna na príosúnaigh.

8. Fosgluiḋ an Tiġearna súile na ndall

* Psal. 118. 8.

ndall, tógbhuidh an Tighearna súas an drongclaonas síos, is ionmhuin leis an tTigearna na fíréin.

9. Coimeduigh an Tighearna an duine coigcriche; an dilleachta agus an baintreabhach tógbhaidh sé súas: acht cuiridh sé slighe an chiontoigh bun ós cionn.

Exod.15.18. 10. * Bíaidh an Tigearna a rioghacht go siorruidhe, do Dhia-se, a Shion, ó ghinealach go ginealach: moluidhsi an Tighearna.

## PSALM. 147.



MOluidhsi an Tighearna; óir is maith salm do chanadh dár nDia: óir is dataitneamhach, agus is aoibhinn a moladh.

2. Foirgnighe an Tighearna Ierusalem: cruinnighidh sé a gceann a chéile dibeartoigh Israel.

3. Leigheasaidh an briste a ccroidhe, agus ceanglaidh súas a ndoilghiosa.

4. Áirmhigh sé uibhir na réultan: do beir sé anmanna orrtha uile.

5. Is mór ar tTighearna, agus is mór chumachtach: ni bhfuil áireamh ar a thuigsin.

6. Tógbhuidh an Tigearna súas an ceannsaigh: teilgidh an ciontach síos chum na talman.

7. Canaidh don Tighearna ré moladh: canaidh salm chum ar nDé air a gclairsigh!

8. Noch folchus neamh ré neulluibh, noch ullmhuighios fearthuinn don talamh, noch do beir air fheur fás air na sléibhtibh.

9. * Do bheir sé do nainmhidhe a bhiadh; agus do na fiachoibh óga noch gairmios.

10. Ni bhí a dhúil a neart a eich, ni bhionn dúil aige a ccosaibh an duine.

11. Bí dúil aig an tTigearna ann sa luchd ag a mbi a eagla, noch chuirios dóigh iona thrócaire.

12. Molsa an Tigearna, ó Ierusalem: molsa an Tigearna, a Shion.

13. Oir do neartuigh sé barradha do doirsi, do bheannuigh sé do leinbh ann do meadhón.

14. Suighidhe sé síothcháin ann himiol, lé muilltas cruithneachta sáruighe sé thú.

15. Cuiridh sé a ráidh air an ttalamh, is ro lúath rithios a bhriathar.

16. Do beir sé úadh sneachta amhuil olann, sgaipeidhe sé an sioc liath amhuil luaith.

17. Teilgidh sé amach a leac oidhre mar ghreamanna; cia fhédas seasamh ós cuinne a seca?

18. Cuirfidh sé a bhriathar úadh, agus leaghaidh sé iad; séidfe lé na anáil, agus rithid na huisgeadha.

19. Foillsighe sé a bhriathar do Iácob, a statuidigh agus a bhreitheamhnus do Israel.

20. Ni dhearnuidh amhluidhsin do chineadh ar bith: agus a bhreitheamhnus níor baithne dhóibh iad. Moluidh an Tighearna.

## PSALM. 148.



MOluidh an Tigearna, Moluidh an Tigearna ó na neamhuibh; moluidh é ann sna hárduibh.

2. Moluidh é, a aingle féin uile: moluidh é a shluagh uile.

3. Moluidh é a ghrian agus a ghealach; moluidh é a uile réulta an tsoluis.

4. Moluidh é a neamha na neamh, agus na huisgeadha atá ós cionn na neamh.

5. Moladaois ainm an Tigearna; óir do aithin sé, agus do cruthuigheadh iad.

6. Agus

6. Agus do dhaingnigh sé choidhche,
agus go brát iad: tug sé reacht úadh,
agus ni ráinneocthar í:
7. Molaidh an Tighearna ón ttalamh, a
dhragúna agus a nuile doimhne.
8. Teine, agus cloichshneachta, sneachta
agus deathach, gáoth anfadhach ag coimhlíonadh a bhréithre.
9. Na sléibhte, agus na huile chnoic,
croinn thoraidh agus a nuile Shéadair.
10. An beathach állta agus a nuile
ainmhidhe, gach ni snáighios agus éunlaith sciathán.
11. Righthe na talmhan agus na huile
dhaoine, prionnsoighe agus uile bhreitheamhuin na talmhan.
12. Óigfhir agus fós maighdiona
óga, sendaoine agus leinbh.
13. Molaidhis ainm an Tighearna;
óir atá a ainm amháin air na árdughadh
go hoirdheirc, atá a ghlóir ós cionn na
talmhan agus na neimh.
14. Agus do árduigh sé adharc a
dhaoine, moladh a náomh uile: chlanna
Israel, na ndaoine atá a bhfogus dó.
Molaidh an Tighearna.

## PSALM 149.


Olaidh an Tighearna: canaidh
don Tighearna caintic
núadh, biodh a moladh a
gcoimhthionól na náomh.
2. Dénadh Israel lúathgháire iona chruthaightheóir; déindis clann
Shion solás ann a Righ.
3. Molaidis ainm agus an bpiob, agus an
tábur mbig, agus agus an gcláirsigh canaidis salm dósan.
4. Oir atá dúil ag an Tighearna
iona dháoinibh, sgéimhighidh sé an ceannsuigh
ré slánughadh.
5. Déanaidis na naóimh lúathgháire a
nglóir, comhgháiridis iona leaptha.
6. Bidh árdmholadh Dé ann a mbéul, agus cloidhiomh dá fáobhar iona láimh:
7. Do dhéanamh dioghaltais air na
geintibh, smachtaighthe air na daóinibh:
8. Do cheangal a Righthe lé slabhraidhibh, a nuaisle lé fáinighibh iarainn.
9. * Do chur an bhreitheamhnais scríobhtha a gcrích orra: is onóir so dá
náomhuibh uile. Molaidh an Tighearna.

## PSALM 150.


Olaidh an Tighearna: molaidh Dia iona náomhtacht;
molaidh é a sreithibh a
chumachta.
2. Molaidh é iona mhóirghníomhuibh: molaidh é a niomad a mhórdhachta.
3. Molaidh é ré guth an trumpa;
molaidh é leis an tsaltair agus leis
an gcláirsigh.
4. Molaidh é leis an dtábur mbig
agus leis an bpiob: molaidh é lé adbhuidhibh téud, agus leis a norgán.
5. Molaidh é le gothaibh árda na
bhfeadán: molaidh é leis an bhfeadán gcáolgothach.
9. Moladh a nuile anál an Tighearna. Molaidhsi an Tighearna.

Na

# NA SEANRAITE.

## CAIB. I.


Seanráite Sholaimh mic Dáibhi, Ríġ Israel.
2. Daithniuġaḋ eagna, agus teagaisg, do ṫuigsin briaṫar ttuigsionach.
3. Do ġlacaḋ teagaisg na heagna, an ċeirt, an breiteaṁnuis, agus an ċomṫruim.
4. Do ṫabhairt glicuise don tsimpliḋ, eóluis agus deisċréide don duine óg.
5. Eistfiḋ an duine críonna, agus méideoċuiḋ sé foghlaim: agus tiucfa duine tuigsionaċ ċum comhairleċ ccríonna.
6. Do ṫuigsin seanfocail, agus dá ċialluġaḋ, briaṫra na neagnuiḋe, agus ráite dorċa.
7. * As é eagla an Tiġearna tosaċ a néoluis; aċt díbeagruiḋ na hamadáin eagna agus teagasg. * Iob 28. 28. Psal. 111. ** Caib. 9. 10.
8. A mic, éisd ré teagasg hathar, agus ná tréig dliġeaḋ do ṁaṫar.
9. Oir béid siad iona ccóruġaḋh grás dot ċionn, agus na slabhraḋuibh timċioll do bhráġaḋ.
10. A mic, má bhrosduiġid peacaiġ ṫú, ná haontuiġ léo.
11. Má deirid siad, tárr linn, cuiriom luiġeċán ar fhuil, luiḋiom a bfolaċ ar ċionn an neimċiontaiġ gan ċúis:
12. Sluigiom suas iad béo, agus iomlán mar a nuaiġ, mar an droing téid síos ann sa poll.
13. Do ġeabham gaċ uile ṁaóin ṁórluáiġ, líonfam ar ttiġṫe lé huadáil.
14. Teilg a steaċ do ċranċar ar measg, bíoḋ aonsparán aguinn uile.
15. A mhic, ná siubhailsi ann sa tsliġe léo: congmaiḋ do ċos ó na ccasán.
16. * Oir ritid a ccosa ċum uilc, agus do níd deithnios do ḋórtaḋ fola. * Isa. 59. 7. Romh. 3. 15.
17. Go deimin is díomhaoin an líon do sgaoileaḋ a raḋarc éin ar biṫ a mbi sgiaṫán.
18. Agus cuirid siad luiġeċán ar a bfuil féin: luiġid a nuáiġnios ar a nanmannaiḃ féin.
19. Asé sin atáid sliġṫe gaċ uile duine dá mbi santaċ ċum sdála: noċ beanas a nanam as a ndroing ler leis í.
20. Eiġiḋ a neagna amuiġ; léiġiḋ sí amaċ * a guṫ ann sna sráidiḃ. * Caib. 8. 1.
21. Eiġiḋ sí ann sa náit is mó tarruiġṫe, a noscaltaiḃ na ngeaṫaḋ: a deir sí a briaṫra ann sa ċaṫruiġ, [ag ráḋ]
22. Ga faḋ, a ḋaóine simpliḋe, ġráḋeoċṫaoi simpliḋeaċt? agus biaḋ dúil ag na tarcuisneċaiḃ iona ttarcuisne, agus fuaṫóċuid amadáin a neagna?
23. Filliḋsi re mo aċmusánsa; féuċ, dóirtfiḋ mé amaċ mo spiorad ċugaiḃ, bhéara mé fios mo briaṫar diḃ.
24. * Do brigh gur ġoir mé, agus gur diultabhuirsi, gur sin mé mo lám amaċ, agus naċ ttug aon duine aire. * Isa. 65. 12. & 66. 4. Ier. 7. 13. Ezech. 8. 18.
25. Acht * do ċuireabhair mo ċomhairle uile a neimni, agus níor báill libh maċmusán.
26. Do ḃéana misi fós gáire fa bhur ndonassa: do ḃéana mé magaḋ a nuáir ṫiucfas bhur neagla.
27. * A nuáir ṫiucfas bhur neagla amail léirsgrios, agus tiucfas bhur milleaḋ amuil gáoṫ guairdeoil; a nuáir tiocfas aindeisi agus cumgaċ oruiḃ. * Iob 27. 9. Isa. 1. 15. Ier. 1. 11. & 14. 12.
28. * Ann sin gairfid siad orumsa, aċt ní ḟreigeora mé: iarrfuid mé go moċ, aċt ní ḃfaġaid siad mé. * Mic. 3. 4.
29. Do brigh gur ḟuaṫuiġeadar eolus,

lus, agus nar thoghadar egla an Ti-
ghearna.
30. Níor b'áill léo mo chomhairle, do
dhisbeagadar machmusán uile.
31. Uime sin iosaid siad do thoradh
a slighe féin, agus líonfuidhear iad
dá dtionnscantaibh féin.
32. Oir muirfidh suaimhneas na nama-
dán iad, agus scriosfaidh sonas na
ndoinmhideadh iad.
33. Acht gidh bé éistios riomsa,
áitreobhaidh sé go daingean agus biaidh
sé suáimhneach ó egla an uile.

# Caib. 2.


mhic, má ghabhann tú mo bhriath-
rasa, agus maithenta
dfolach agad féin;
2. Iondus go ccláonfa
tú do chluas chum na heagna, agus go
ttiubhra tú do chroidhe don tuigsin.
3. Má éighionn tú fós a ndiáigh éo-
luis, agus go ttóigfe tú do ghuth
súas chum na tuigsiona.
4. * Má iarrfuidh i aimhuil ghgiod, a-
gus go sionfuidh tú da hiarruidh mar
ionnmusaibh folaighthecha.
5. Ann sin tuigfidh tú egla an Ti-
ghearna, agus do gheba tú éolus Dé.
6. * Oir issé an Tighearna do beir
eagna; is as a béul [thig] an téo-
lus, agus an tuigse.
7. Do ni sé stór gliocuis iomláin
do nfírean: bí sé na scéith don druing
siubhluighios go hionnraic.
8. Coimhéduigh sé casáin an bhreitheam-
nuis, agus cumhduighidh sé slighe a náom.
9. Ann sin tuigfidh tú firéntacht a-
gus breitheamhnus, agus comhthrom;
fós gach uile dheaghshlighe.
10. A nuáir rachus a neagna a steach
ann do chroidhe, agus bhias éolus tait-
neamhach dot anam:
11. Coimhdeochaidh deisgréid thú,
coimhédfuidh tuigse thú:
12. Dot sháoradh ó shlighe an droch-
dhuine, ón duine labhras neithe claoncheas-
ta.
13. Noch thréigios slighe a nionnra-
cais, do shiubhal a slightibh an dorcha-
dais.
14. Noch luathgháirighios um dhénamh
uile, agus dhuilighios a néigcneasdacht
na cciontach.
15. A bhfuilid a slighthe cam, agus
iad claoncheasta iona slightibh:
16. * Dot sháoradh ó an mhnáoi coim-
thighidh, eadhon an choimhthigheach noch mhealluis
le na briathraibh:
17. Noch thréigios éoluidhe a hóige,
agus dearmadas cunnradh a Dé.
18. Oir cláonaidh a tigh chum báis,
agus a casáin chum na marbh.
19. Ní fhillenn áonduine dá ttéid
go nuige i a ris, ní mó ghlacaid siad
greim do chasánaibh na beatha.
20. Go madh héidir leatsa imtheacht
a slightibh na ndaoine mait, agus
coisceime na bhfírean do choimhéd.
21. * Oir coimhneochaidh an tionnraic
ann sa dúthaigh, agus buáineochaidh an
[duine] iomlán innte.
22. * Acht gearrfuighthear na droch-
dhaoine amach as an ttalamh, agus
tochaltar lucht an tsáruighthe as a-
mach.

* Math. 13. 44.
* Seanraite 1. 3. 1 Riogh. 3. 9.
* Caib. 5. 3 & 7. 5.
* Psal. 37.
* Iob 18. 17. Psal. 104. 35.

# Caib. 3.


mhic, ná dearmaid mo dhlighe:
* acht coimhédadh do chroidhe
maithenta.
2. Oir do bhéraid siad chu-
gad fad láethe, agus
sáoghal fada, agus siothcháin.
3. Ná tréigeadh trócaire agus fí-
rinne thú: * ceangail fad bhrághaid iad,
scríobh iad ar chlár do chroidhe.
4. * Mar sin do gheba tú fabhar, a-
gus tuigsi mhaith a radharc Dé agus
duine.

* Deut. 8. 1. & 30. 16.
* Exod. 13. 9. Deut. 6.
* Psal. 111. 10.

5. Cuir

5. Cuir do ḋóiġ a nDia re do uile ċroiḋe, agus ná bi táob ré do tuigsi féin.

† 1 Croin. 28. 9. 6. † Ann do sliġtiḃ uile admuiġ eision, agus do ḋéna sé do sliġte diréċ.

† Romh. 12. 16. 7. † Ná bi glic ann do ṡuilib féin: bioḋ eagla Dé ort, agus seċain an tolc.

8. Biáiḋ sin na sláinte dot imlinn, agus na smior dot ċnámuiḃ.

† Exod. 23. 19. & 34. 26. Deut. 26. 2. & Mala. 3. 10 & Luc. 14. 13. 9. † Onóruiḋ an Tiġearna le do ṁaóin, agus le primidil huile biṡiġ.

† Deut. 28. 8. 10. † Mar sin líonfuiḋear do sciobóil lé saiḋbrios, agus brisfid do ċantaóiriġe amaċ le fíon nuaḋ.

† Iob 5. 17. Eabh. 12. 5. Taisbea. 3. 19. 11. * A ṁic, ná tarcuisniġ smaċtuġaḋ an Tiġearna; agus ná bi cuirthe dá ċeartuġaḋ.

12. Oir an té ġráḋuiġios an Tiġearna, smaċtuiġiḋ sé é, amhuil [smaċtuiġios] atḣair an mac iona mbi a ḋúil.

13. Is sona an té do ġeiḃ eagna, agus an duine do ġeib tuigsi.

† Iob 28. 15. &c. Psal. 19. 10. Seanrait Caib. 8. ver. 11. 19. & 10 16. 14. † Oir is fearr a ceannuiġeaċt ná ceannuiġeaċt airgid, agus a socar ná ór glan.

15. Is mórluáiġ go mór í ná na cloċa uaisle: agus na huile neiṫe is ionṁuin leat, ni coimmeas ria iad.

16. Atáid fad laéṫe ann a deaslaim, agus ann a láim ċlé saiḋbrios agus onóir.

17. Is sliġṫe sóláis a sliġṫe, agus is síoḋċáin a casáin uile.

18. Is crann beaṫa í don druing ġlacus greim dí, agus is sona gach aon dá bfostoiġionn í.

19. Do suiġiḋ an Tiġearna an talam le na ġliocas, le tuigse do daingniḋ sé na flaiṫeamhnus.

20. Le na eolus bristear amaċ na haiġéin, agus silid na néulla an druċt a nuas.

21. A ṁic, ná deiġleaidis sin ré do ṡuilib: coṁuit gliocas iomlán agus discréid.

22. Mar sin béid siad na mbeaṫa dot anam, agus na ngrásaib dot ṁuinéul.

23. † Ann sin siuḃolaiḋ tú ann do sliġe go daingean, agus ni bfuiġe do ċos tuisleḋ. † Psal. 37. 24. & 91. 11.

24. A nuáir luiḋfios tú sios, ni bia eagla ort: fós luiḋfid tú sios, agus biáiḋ do ċodlaḋ sáim.

25. Ná bioḋ eagla ort re huamhan oban, nó re ḋóláś a nuilc a nuáir tiucfas sé.

26. Oir buḋ é an Tiġearna do barránta, agus coiṁdeoċaiḋ sé do ċos ó beiṫ gabṫa.

27. Ná coṁaill mait ón ndruing dar dual í, a nuáir bias si a ccumas do láime ré a ḋéanam.

28. Ná habair re do ċomarsain, imṫiġ, agus tárr a ris, agus do bera mé [duit] a máraċ; a nuáir bia sé agad.

23. Ná tionnscain olc a naġaiḋ do ċomarsan, ó áitreabus sé go suáimneaċ láim riot.

30. † Ná ceannaiġ ré duine gan aóbar, muna ndearna sé doċar ar biṫ duit. † Psal. 37. 1.

31. Ná bi tnúṫ agad ris an bfoiréigeantaċ, agus ná toġ aóinsliġe dá sliġtib.

32. Oir is aḋfuaṫmhaigeaċt don Tiġearna an ceannaigeach: † aċt atá a secréid ag an bfireun. † Psal 25. 14.

33. † Atá mallaċt Dé a ttiġ an droċduine: aċt beannuiġiḋ sé áitreab a nionnraic. † Mal. 2. 2.

34. † Go deaṁḃṫa tarcuisniġiḋ sé na tarcuisniġ: aċt do beir sé grása do na huirisliḃ. † Seum. 4. 6. 1 Pead. 5. 5.

35. Geaḃaiḋ an duine glic oiġreaċt glóire: aċt is náire bus árduġaḋ do na hamadánuiḃ.

---

## CAIB. 4.

ISTIGIḊ, a ċlann, ré teagasg aṫar, agus tugaiḋ aire deólus tuigsion.

2. Oir do beirim foglum

maiṫ ḋíbh: ná tréigidh mo ḋhlighedh.
* 1 Croin. 29. 1. 3. Oir ba mé mac mo aṫar, * maoṫ
agus ro ċeanamhuil a radharc mo ma-
ṫar.
* 1 Croin. 28. 9. 4. * Do ṁúin sé mé fós, agus a
dubhairt riom, glacaḋ do ċroiḋe mo
bhriaṫra: coimhéd maiṫheanta, agus
mair.
5. Faġ críonnaċt, faġ tuigsi, ná dear-
muid i, ⁊ ná cláon ó bhriaṫraib mo ḃeilse.
6. Ná tréig i, agus coimhdeocuidh
si ṫú: gráḋuiġ i, agus coimédfuiḋ si
ṫú.
7. Asi a ndearna an ní is oirḋeirce,
[uimesin] faġ eagna: agus maille
red uile ṫagáil faġ tuigse
8. Arduiġ i, agus árdeoċaiḋ sisi ṫu-
sa súas: do bhéara si ċum onóra ṫú,
a nuáir ṫeanfas tú léi i.
* Caib. 1. 9. 9. * Do bhéara sí dot ċionn deaghma-
isiugaḋ gráis: coróin glóire seċodus
si dhuit.
10. Eist, a ṁic, agus glac mo
ráiḋte; agus béid bliaḋna do ṡáo-
ġail iomadamhuil.
11. Do ṁúin mé tú a sliġe an glio-
cais: do ṫreoruigh mé tú a gcasánaib
díreaċa.
12. A nuáir siubolus tú, ni cum-
goċtar do ċoisċéime, * agus a nuáir
* Psal. 98. 11. ritios tú, ni bfuighe tú tuisleḋ.
13. Glac greim daingion do ṫeag-
asg, na léig uáiṫ é; coiméd é, óir isé
sin do ḃeaṫa.
* Caib. 1. 10. 15. Psal. 1. 1. 14. * Ná heiriġ a sdeaċ a ccasán
na gciontaċ, agus ná himṫiġ a sliġe
na ndroċdaoine.
15. Seaċain i, ná gab inte; fill uáiṫe,
agus imṫigh romad.
16. Oir ni ċodluid siad muna ndéar-
naid urċóid, ⁊ beirṫear a ccodlaḋ úaṫa
muna ttugaid ar ċuid éigin tuitim.
17. Oir itid siad arán na hurċ-
óide, agus ibid fíon a nfoirnéigin.
18. Acht bi sliġe a nfiréin amhuil
solus lonnrach, noch soillsighios ni sa
mó, agus ni sa mó go nuige an lá iomlán.
19. Atá slighe na gciontach do
nós an dorchadais: nior fedadar cred
ó bfuighid tuisleḋ.

20. A ṁic, tabhair ḋe dom bhriaṫraib:
cláon do ċluás dom ráiḋtib.
21. Ná léig iadsa as do ṡúilibh:
coiméd iad a lár do ċroiḋe.
22. Oir is beaṫa iad don druing do
gheibh iad, agus sláinte dá bfeóil
uile.
23. Coiméd do ċroiḋe go diċċiol-
lach: óir is as sin thigid toibreaċa
na beaṫa.
24. Cuir a bfad uáit briaṫra dom-
blasda; cuir ráiḋte mioġnásdamhla
cuir a bfad uait.
25. Féuċaidis do ṡúile go díreach
rompa, agus faiceadis forrdúba do ṡúl
go ceart romad.
26. Meas sliġe do ċos, agus bidis
do sligṫe uile daingion.
27. * Ná fill ar an láimh deis nó clé: * Deut.
átruiġ do ċos ó nolc.

## CAIB. 5.



Mhic, tabhair ḋe dom ċríonn-
aċtsa, agus cláon do
ċluás don tuigsin.
2. Chor go mbia meas a-
gad ar disgréid, agus go gcumd-
uiġe do ṗuisiniġ éolus.
3. * Oir silid puisiniġe mná coimiġ- * Caib. 2. 16.
ṫiġe mar ċriaṫar meala; agus is míne & 6. 24.
a béul ná ola.
4. Acht bi a deireaḋ searbh amhuil * Iob 31. 34. 11.
murmónta, géar amhuil cloidheamh dá fáo-
bar.
5. * Teigid a cosa sios gus an * Caib. 7. 27.
mbás; beirid a coisċéime greim ar
ifrionn.
6. Deagla go smuainteoċċá casán
na beaṫa: atáid a sligṫe ságlúaiste,
ionnus nac éidir leat a naiṫne.
7. Eistiġ riomsa uime sin anois, a
ċlann, agus ná deluiġ ré briaṫraib mo
ḃéil.
8. Atruigh do ṡlighe a bhfad
uaiṫe, agus ná tarr a ngar do do-
rus a tige.

9. Deagla

9. Deagla go ttiubarthá honóir do [ḋaóinib] oile, agus do bliaḋna do nḟuilteaċ.

10. Ar eagla go líonfuidhe coimṫiġiḋ lé do ṡaiḋḃrios, agus go mbia do ṡaoṫar a ttiġ an ċoimṫiġiḋ.

11. Agus go ccaóinfeá fá ḋeireaḋ, a nuáir ċaiṫtear ṫfeóil agus do ċorp.

12. Agus go ndeaibeorthá, ciondus do ḟuaṫaiġ mé teagasg, agus do ṫarcuisnigh mo ċroiḋe aiṫḃear?

13. Agus nar umhluiġ mé do ġuṫ mo luċt teagaisg, nar ċláon mé mo ċlúas don druing do ṫeagaisg mé?

14. Ní mór naċ raiḃ mé ann gaċ uile olc, a meaḋon an ċoiṁċruinniġṫe agus a noireaċtuis.

15. Iḃ uisge as do ṫiubruid féin, agus uisge reaṫa as do ṫoibreaċaibh féin.

16. Leaṫnuiġṫear ṫfúaráin amach, agus do ṡrota uisge annsna sráidib.

17. Bidís agad féin amáin, agus ni ag coimṫiġeaċaib maille leat.

18. Biod ṫfúarán beannuiġe: agus lúaṫġáiriġ lé mnaói ṗósta hóige.

19. Biod sí mar a neilit ġráḋuiġ; agus mar a naġ ṫaitneaṁuiġ: sásuiġeaḋ a cíoċa tú gaċ uile uáir, agus líontar tú a gcomnuiġe le na grád.

20. Agus cred as a mbeiṫeása, a ṁic, ar seaċrán le mnaói ċoimṫiġiḋ, agus fa tteannfá le brollaċ mná coigcriċe?

*Iob 31.4. & 34.21. Caib. 15.3. Ier. 16.17. & 32.19. 21. * Oir atáid sliġṫeaċa an duine a bfiaġnuise súl an Tiġearna, agus measaiḋ sé a imṫeaċta uile.

22. Glacfuid a ḟingcearta féin an ciontaċ, agus coiṁeocṫar é lé córduib a ṗeacaiḋ.

23. Do ġeaba sé bás a neaṁṁais teagaisg, agus a nainṁéid a amadánaċta raċaiḋ sé a muġa.

C A I B. 6.

A Ṁhic, má bionn tú a nurrugas ar do ċaraid, má buáil tú do lám lé coimiġṫeaċ,

2. Atá tú ceangailte le briaṫraib do béil, atá tú gabṫa lé briaṫraib do béil.

3. Dean so anois, a ṁic, agus sáor ṫú féin, a nuáir ṫiocfas tú a láiṁ do ċarad: éiriġ, umhluiġ ṫú féin, agus marsin buáiḋeoċa tú ar do ċaruid.

4. Ná tabair codlaḋ dot ṡúilib, nó táimnéull dfabraċuib do ṡúl.

5. Tárṫuiġ ṫú féin mar a neilit as láiṁ [a nfiaḋuiġ] mar a néun as láiṁ an stalcaire.

6. Eiriġ a ccionn an tseangáin, a lorgánuiġ, meas a ṡliġe, agus bi críonna.

7. Ag naċ bfuil treóruiġṫeóir, feaḋmannaċ, nó úaċtarán,

8. Glacuiġ sí a biaḋ annsa tsamraḋ, agus cruinniġiḋ sí a beaṫaḋ annsa bfóġmar.

9.*Cá fad bias tú ad ċodlaḋ, a lorgánuiġ? ca huáir éireoċus tú as do ċodlaḋ? *Caib. 13. 4. & 20. 4. & 24. 33.

10. Codlaḋ beag, néull beag, beagán fillte na lám do ċodlaḋ.

11. Marsin ṫiocfas do boċtuine mar neach bios ar siubhal, agus do riaċtanas mar duine armṫa.

12. Droċḋuine, duine gan ṁeas, siubluiġiḋ sé le droiċbéul.

13. Sméidiġ sé le na ṡúilib, labraiḋ sé le na ċosaib, múinniḋ sé lé na ṁéuraib.

14 Bi urċóid iona ċroiḋe, ṫionsgnuiḋ sé urċóid a ccomnuiġe, síolċuiriḋ sé imreasuin.

15. Ar a naḋbarsin ṫiucfaiḋ a anacar go hobann, ar ball brisfiġṫear é gan tárṫáil.

16. Fúaṫuiġiḋ an Tiġearna na sé neiṫe se, fós atá a seaċt na adfúaṫmaireaċt aige.

17. Féuċuiḋ uáibreaċ, teanga bréagaċ, agus láma dóirtios fuil neimċiontach,

18. Croiḋe ṫionsgnas smuainteiġṫe

* Romh. 3. 15. urċóideaċa, * cosa bíos lúath do rioċ ċum uilc,

19. Fiadhnuisi bréugaċ labhras bréuga, ⁊ an té síolċuirios ceannairge idir dearbhraiṫribh.

* Caib. 1. 8. 20. * A ṁic, coiméd aiṫne haṫar, agus ná tréig dligheadh do ṁaṫar.

21. Ceangail iad a gcomhnuidhe ar do ċroidhe, daingnidh iad timċioll do ṁuinéil.

22. An uair siubhólus tú, treoróċaidh sin thú; a nuair ċoideólus tú, coiméadfuidh tú; agus a nuair ṁúsgeólus tú, laibheóraidh sé riot.

* Psal. 19. 9. & 119. 105. 23. * Oir is lóċran an aiṫne, agus is solus an dligheadh: agus a siad iomaiṫbhéim an teagaisg slighe na beaṫa:

* Caib. 2. 16 & 5. 3. & 7 5. 24 * Dot ċoiméd ar an droċ ṁnaói, ó spleadhaċas teangṫa na mná coimhthighidh.

* Math. 5. 28. 25. * Ná las a ndiáiġ a sgéime ann do ċroidhe, agus ná gabhadh sí ṫú le forṁoidhribh a súl.

26. Oir tre ṁnaói striopaiġ [beirṫear duine] ċum greama aráin: ⁊ do ṡealg an bean adhaltranaċ fiadhaċ ar an mbetha ṁórluáiġ.

27. An bhféadann duine teine do ġabháil iona ḃrollaċ, agus gan a éadaċ do beiṫ loisge?

28. An bhféadann duine siubhal ar smeróidibh teo, ⁊ gan a ċos do beiṫ loisge?

29. Marsin don ti raċas a bfarradh mná a comharsan, gidh bé ar biṫh bhenas ria, ni biáidh sé neimhċiontaċ.

30. Ni tarcuisnighid daoine gadaidhe, má ġadann sé do sásadh a anma, a nuair bhíos sé ocraċ.

31. Acht má beirṫior air, aiseogaidh sé seaċt noire, do bhéara sé uile ṁaóin a tighe úadh.

32. Act gidh bé do ni adhaltranas re mnaói, ni bhi tuigse ann: an té do ni sin, sgriosaidh sé a anam féin.

33. Do geba sé lot ⁊ easonóir, ⁊ ni sgriosfaidhthear a masla de.

34. Oir is é cutaċ an duine; an téud ar a nadhbharsin ni ċoigeola sé a ló an dioġaltais.

35. Ni biáidh suim aige a bfuasglaḋ ar biṫ: ni mó biás sé riarṫa, dá mbeiṫ go ttiubhartá iomad bronnta dó.

CAIB. 7.

A Ṁhic, coiméd mo bhriaṫra, agus cuir maiṫeanta a ttaisgidh agad féin.

* Coiméd maiṫeanta, ⁊ bi béo, ⁊ mo dhligheadh mar uball do súl. * Deut. 6. 8. & 11. 18. Caib. 3. 3.

3. Ceangail iad ar do ṁeuraibh, scríob iad ar clár do ċroidhe.

4. Abair ris a neagna, is tú mo dheirbhṡiur, agus goir do bhean ġaóil don tuigse.

5. * Chor go gcoimhédfaidh tú ar an mnaói coimhthighidh, ar an gcoimhthigheaċ spleadhuighios lé na briaṫraibh. * Caib. 2. 16.

6. Oir a bfuinneóig mo tighe dféuch mé amaċ tré mo ċásmaint.

7. Agus do ċonnairc mé a measc na ndaóine simplighe, tug mé dom aire a measg na nógánaċ, ógán gan tuigsi,

8. Ag imṫeaċt trid an tsráid láimh re na coirnéulsa, agus dimṫigh sé an tslighe ċum a tighe.

9. A neidiorsolus an tráṫnóna, ansa noiḋċe duibh dorċa.

10. Agus féuċ tárla bean air a ccualaidh meirdrighe, ⁊ í glicuisgeaċ a ccroidhe.

11. * (A tá sí árdgoṫaċ ⁊ easurramaċ: ni fanaid a cosa iona tigh. * Caib. 9. 13.

12. Anois bi sí amuiġ, anois ansna sráidibh, luighidh sí a bfoirge ann gaċ aon ċluid.)

13. Marsin rug sí greim air, ⁊ do póg sí é, ⁊ lé gnúis mionáiriġ a dubhairt sí ris.

14. Atáid iodbarta síoṫċána agam, a niug dioc mé mo ṁóide.

15. Uime sin táinic mé amaċ do teagmháil riotsa; go dítċiollach diarruidh haigṫe, agus fuáir mé tú.

16. Do sgiamhuigh mé mo leabaidh lé hoibreaċaibh greanta, lé línéadaċ mín ó Négipt.

17. Do dheaghbholtuigh mé mo leabaidh lé Mirr, le Aloes, agus Cinamon.

18. Tenam, glacam ar sáiṫ grádha, nó go tti an maidin: sólásaighem sin féin lé grádhaibh.

19. Oir ni bfuil fear an tighe san mbaile, dimṫigh sé a tturas fada.

20. Rug

20. Rug sé mála airgid leis, agus tiucfaidh sé don baile ansa lá cinnte.

21. Le mórán do chaint blasda ṫug sí air aontuġadh, ré sblēdachas a puissine do choimēignig sí é.

22. Téid sé na diáiġ air ball, mar ṫéid an daṁ chum a ṁarbṫa, nó an tamadán ċum smaċtuiġṫe an ċip:

23. Nó gur buáileaḋ gaṫ tre na aéib, mar dheiṫfrigios éun ċum an ṗaintéir, agus gan a ḟios aige, gur ċum a báis a biṫear.

24. Eistige riom a nois uimesin, a chlann, agus tabhruiḋ aire do briaṫraib mo béil.

25. Ná claonaḋ do ċroiḋe da sliġṫib sin: ná héiruiġ a mugha iona casánaib.

26. Oir do ṫeilg sios mórán [do dhaoinib] gonta; fós mórán do dhaoinib neartmara do marbadh lē.

*Caib. 2. 18. & 5. 5. 27. * Isé a tig an tsliġe go hifrionn, ag dul sios go seomradhuibh an báis.

## Caib. 8.

*Caib. 1. 20. Nach *éigionn a neagna? agus nac ccuirionn an tuigsi aguth amach?

2. Seasuidh sí a mullach áiteadh nárd, láim ris an tsliġe, a ttigṫear a stech ansna doirsib.

4. Oruibsi, a daoine atáim ag gairm, agus chum mac an duine atá mo guth.

5. O a dhaoine simplidhe, tuigid eagna: agus sibsi a amadána, bíodh bur ccroidhe tuigsionach.

6. Eistig, óir laibéora mē ar neiṫib oirdhearca, agus biáidh forsglaḋ mo béil ar neiṫib cearta.

7. Oir laibéoruidh mo béul firinne, agus is adhfúatmhaigecht dom puissinib a nurcóid.

8. Atáid briaṫra mo béil uile a bfirinntacht: ni bfuil aoinni cam nó urċóideach ionta.

9. Atáid siad uile soilléir don tí ṫuigios, agus direch don droing do ġeib éolus.

10. Gabaidsi mo ṫeagasg, agus ni airgiod, agus éolus tar a nór toġṫa.

11. * Oir is féarr a neagna náid na clocha búada; agus na huile neiṫe is féidir do dhúiliuġadh, ni hionchoimmeasta ria iad. *Job 28. 15 Psal. 19. 11. Caib. 3. 15. & 16. 16.

12. Missi a neagna, áitreabuim a bfochair na crionnachta, agus do ġeibim amach éolus ar neiṫib intleachtacha.

13 Asi eagla Dé an tolc dfúaṫuġadh, an túabar agus a niomarcaid, agus an droichslige, agus fúaṫuiġim a nbéul miolabarṫach.

14. Is leamsa comhairle agus eagna iomlán: agus is misi an tuigsi, agus is liom neart.

15. Is triomsa rioġaid na Riġṫe, agus órduiġid prionnsuiġe ceart.

16. Is triomsa riagluid prionnsadha, agus na huaisle, agus breitheamhuin na talman uile.

17. Gráduiġim an méid ġráduiġios mé, agus an drong iarrus mé go moch do ġeabhuid mé.

18. * Atá saidhbhrios; agus onóir agam: fós saidhbrios bioṫbúan agus firéuntacht. *Caib. 3 16

19. * Is fearr mo ṫoraḋ ná ór, fós ná ór glan, agus mo chios ná airgiod toġṫa. *Caib. 3. 14.

20. Treoruiġim a slighe a nionnracuis: a meadhon chasán an breiṫeamhnuis:

21. Chor go ttuga mé air an ndroing ler bionmhuin mé, saidhbrios do ṡealbuġaḋ, agus lionfuidh mé a nionnmusa.

22. Do ṡealbuiġ an Tigearna mé a ttosac a sliġeaḋ, roimhe a óibreacaibh a nallúd.

23. Do suiġeaḋ súas mé ó sionnruiġeacht, ó ṫosac, sul do bí an talam ann.

24. A

24. A nuáir nac raḃadar aigéin
aṅ, do rugaḋ misi: a nuáir nac raḃa-
dar toibreaċa ar biṫ líonta duisge.
25. Sul do ḃí suiġiuġaḋ na sléiḃ-
te, roiṁe na cnocaiḃ do rugaḋ misi.
26. Ní ḋéarna sé fós an talaṁ, nó
na macairiġe, nó na háite is áirde do
luaiṫreaḋ an doṁuin.
27. A nuair dullṁaiġ sé na flai-
ṫis, do ḃí misi aṅsin: a nuáir do ċuir sé
compás ar aġaiḋ a naigéin.
8. A nuáir do ḋaingniġ sé na néulla
ṡuas: a nuáir do neartuiġ sé súmaiġe
a naigéin.
*Gen. 1. 10. Job. 38. 10. Psal. 104, 9. 28 A nuáir ṫug sé a ḟuagra do
nuisge, nac raċaidis na huisgeaḋa tar
a aiṫne: a nuáir do órduiġ sé bunáit
na talṁan:
30. Aṅsin do ḃí misi aige, mar
neaċ tugaḋ suas iona ḟoċair: agus bá
mé a ḋúil go láeṫeaṁuil, ag gáirdeaċus
iona ḟiaḋnuise a gcoṁnuiḋe.
31. Ag gáirdeaċus aṅsa ċuid io-
náitreiḃte da ṫalaṁ, agus do ḃádar
mo ḋúil lé macaiḃ na ndaoine.
32. Anois ar a naḋḃarsin éistiġ
*Ps. 119. 1, 2. & 128. 1. Luc. 11. 28. riom, a ċlaṅ, óir is beannuiġ an* drong
ċoiṁédas mo sliġṫe.
33. Eistiġ re teagasg, agus biṫi
críonna, agus ná diultuiġe é.
34. Is beannuiġ an té éisdfios riom-
sa, ag faire go láeṫeaṁuil ag mo ġeata-
ḋuiḃ, ag feiṫioṁ ag ursanaiḃ mo
ḋoirsi.
35. Oir giḋ bé ġeaḃas misi, do
ġeaḃa sé beatha, agus do ġeaḃa fabar
ón Tiġearna.
36. Aċt an té peacuiġios am a-
ġaiḋsi, do ní sé éagcóir air a anam
féin: gaċ a ḃfúaṫuiġios mé, gráḋui-
ġid siad an bás.

## CAIB. 9.

DO rinne a' neagna a tiġ, do
ġéarr sí amaċ a seaċt bpi-
léir.
2. Do ṁarḃ sí a feolṁaċ,
do ċomaisc sí a fíon, do líon sí fós a
bórd.
3. Do ċuir sí a maiġdiona amaċ,
goiriḋ sí ar na háitiḃ is áirde sanċa-
ṫraiḋ.
4. Giḋ bé atá simpliḋe; filleaḋ sé
a steaċ aṅso: ar son an té ata a mḃí
easbuiḋ tuigsiona, a deir sí ris,
5. Tigidh, iṫiḋ dom aránsa, a-
gus ibhidh do nfíon, noċ do ċumaisg
mé.
6. Tréigiḋ amadánas, agus mai-
riġ: agus imṫiġiḋ a sliġe na tuig-
siona.
7. An té aiṫḃioras tarcuisneach,
do ġeiḃ sé náire dó féin: agus an té
ċronuiġios droċduine, do ġeiḃ sé toi-
beim dó féin.
8. * Ná haiṫḃiorr tarcuisneċ, *Mat. 7. 6.
deagla go bfúaṫoċaḋ sé ṫú: cronuiġ
duine críonna, agus gráiḋeoċuidh sé
ṫú.
9. Tabair [teagasg] do ḋuine
ċríonna, agus biaidh sé níos críonna:
múin duine ionraic, agus méideoċaidh
sé a nealadain.
10. * Is é eagla an Tiġearna tosaċ *Job. 28. 28. Psal. 111. 10. Caib. 1. 7.
na heagna, agus eolus na náom is
tuigse sin.
11. * Oir is liomsa méideoċtar do *Caib. 10. 27.
laete, agus foirlionfar bliadna do
ṡaoġail.
12. Má ḃionn tú críonna, biaiḋ tú
críonna duit féin: aċt má ṫarcuisni-
ghionn tú, is tú féin amháin iomcho-
ras é.
13. * Bí an ḃean leaṁ gaṙbuáiceaċ: *Caib. 7. 11.
atá sí simpliġe, agus gan fios éin-
eiṫe aice.
14. Oir suiġiḋ sí ag dorus a tiġe
ar suiḋeaċán ar áitiḃ árda na caiṫreaċ,

15. O

15. Do ghairm na ndaoine ghabhas
táinig go dírech aṅsa tslighe.
16. Gidh bé bhias simplidhe, iom-
poigheadh sé a steach aṅso: agus ar
son an té bhíos gan tuigsi, a deir sí
ris,
17. Bidh na huisgeadha gadtha mi-
lis, agus bidh an tarán [ithear] a nuáig-
nios taitneamhach.
18. Acht ni bhi a fhios aige go bhfui-
lid na mairbh aṅsin: agus go bhfuilid
a luchd cuiridh a ndoimhne ifrinn.

---

CAIB. 10.

*Caib.15.20. 
Seanráidhte Sholuim; do *
ni mac críona atá sólás-
ach, acht sé an mac leamh
dubhachus a mháthar.
*Caib.11.4. 2. * Ni thabhruid ionmhu-
sa na nolc aoinni: acht sáoraidh an ti-
ondracus duine ó bhás.
*Psal.37.25. 3. Ni fhuileongaidh an Tighearna anam
a nionruic do dhul do ghorta; acht teil-
gidh sé maóin an chiontaigh sgéadh ar son
anuile.
*Caib.12.24. 4. * An té chumlas lé láimh mhaiṅeacht-
naigh, tig sé chum bochtuine: as do ni
lámh an dúthrachtaigh [duine] sáidhbhir.
5. An té chruinnigheas aṅsa tsamhradh,
is críona é; acht an té chodlas aṅsa
bhfóghmhar, is mac do gheibh náire é.
6. Atá sonus ar cheann a nfhiréin, acht
*11 Kam. folchaidh * foiréigion béul na ccion-
tach.
*Psal.112.6. 7. * As beannuighthe cuimhne a nfhiréin:
acht loibhfighidh ainm an drochduine.
8. Glacfuidh an [duine] glic a
ccroidhe aitheanta chuige: acht tuitfidh
an tamadán sioncaintech.
*Psal.23.4. 9. † An té siubhlas go hionruic,
imthighidh go daingion: acht an té milli-
os a slighthe, aithéontar é.
*Caib.6.13. 10. † An té chlaónas le na shúil, tab-
ruigh sé dóbhrón: acht tuitfid a nóinmid
sioncaintech.

11. † Is tobar beatha béul an duine
ionruic: acht folchaigh foiréigion béul
na ccionntach. †Caib.13.14.
12. † Dúsgaidh an fúath imreasain:
acht folchaidh an grádh na huile chi-
onta. †1 Pet. 4. 8. 1 Cor. 13. 4.
13. Do gheibhthior eagna a mbéul an
té agá mbi tuigse; acht atá slat a
ccoimhe dhroma an té bhíos a neasbhuidh
tuigsiona.
14. Do nid na daoine críona stór
eoluis; acht is fogus béul a namadáin
dáidhmilleadh.
15. † Isé saidhbhrios an duine saidh-
bhir a chathair neartmhar: sí a mbochtaine
sgrios na mbocht. †Caib.18.11.
16. Triallaidh sáothar a nfhiréin chum
beatha; toradh an chiontaigh chum pea-
caidh.
17. An té choimhédas teagasg atá sé
a slighe na beatha: acht an té diultas
smachtughadh, atá sé ar seachrán.
18. An té cheilios fúath lé puisinibh
bréagacha, agus an té labhras sganail,
is amadán é.
19. Ni bhi dith peacaidh a niomad na
mbriathar: acht an té chongmhus ar a bhéul,
atá sé críona.
20. Is airgiod toghtha teanga a nfhi-
réin; is beag is fiu croidhe an droch-
duine.
21. Beathuighidh béul a nfhi-
réin mórán, acht éugaid na hamadáin
do dhith eagna.
22. Do ni beannughadh an Tighearna saidh-
bhir, agus ni chuirionn doilghios ar bith
iona choimhideacht.
23. † Is ait leis a namadán urcóid
do dhéanamh: acht bhi críonacht aig fear na
tuigsi. †Caib.14. 9
24. Tuitfidh eagla an drochduine air
féin; acht dóinteochtar iarratas a
nfhiréin.
25. Mar imthighios an gháoth ghuáir-
deáin, mar sin ni bhíonn an drochduine
ni sa mó: acht is bunáit síorruidhe an
tionruic.
26. † Mar bhinegra do na fiaclaibh
7 deatach do na súilibh: mar sin bhíos an
lorgánach don druing chuirios uatha é. †Crib. 9. 1.
27. * Cuirid

27. Cuiridh eagla an Tighearna fad ar na laethibh: acht giorruighthear bliadhna an drochduine.

† Iob. 8. 13. & 11. 20. Psal. 112. 10. 28. † Dóchus bus luathgháire do na fíréun: acht racaidh furachus an drochdhuine ar meth.

29. Is neart do mhionraic slighe an Tighearna: acht biaidh sgrios ag lucht oibrighthe a néigceirt.

† Psal. 25. 1. & 37. 22. 30. † Ní corruighthear an fíréun choidhche; acht ní áitreobhaidh an ciontach an talamh.

31. Do bheir béul an [duine] ceirt crionacht uadh; acht gearrfaighthear amach an teanga milltech.

32. Aithnighidh puisinigh a nfiréin cred is ionghlactha: acht [labhraidh] béul an chiontaigh go cam.

---

## CAIB. XI.

† Leib. 19. 36. Deut. 25. 15. Caib. 16. 11. & 2. 10. 23.



S adhfuathmhaireacht don Tighearna comthrom fallsa; acht sé an comthrom ceart a dhúil.

† Caib. 16. 18. & 15. 33. & 18. 12. 2. † An uair thig an tuabhar, ansin thig náire: acht bí eagna ag na daoinibh umla.

† Caib. 13. 6. 3. † Treoruighidh iomláine na mionraic iad féin: acht millfidh urchóid na saruighthech iadsan.

† Caib. 10. 2. Eze. 7. 19. Zeph. 1. 18. 4. † Ní tarbhuighion an saidhbhrios a ló an dioghaltais; acht sáoraidh a nfírinntas ó bhás.

† Caib. 5. 22. 5. † Díreochaidh a nfírinntacht an [duine] iomlán ar a shlighe: acht tuitfidh an ciontach le na chiontaibh féin.

† Calb. 21. 18. 6. † Sáorfaidh fírinntacht na mionraic iad féin: acht glacthar lucht an easaruighthe iona ngcóiraibh féin.

7. An uair éugas an drochdhuine, éugaidh a dhóchus: agus imthighidh dóchus na ndaoine neimhionnraic.

8. Tárthuighthear an fíréun as a bhuaireadh, agus thig an drochdhuine iona áit.

9. † Millidh [illegible] le na bhéul; acht tré éolus saorfuighthear an tionnraic.

10. An uair bhitear go maith ag na firénaibh, gáirdighidh an chathair: agus a nuair marbhthar an drochdhuine bí luathgháire ann.

11. Le beannughadh a nionnraic árduighthear an chathair: acht leagthar í le béul an chiontaigh.

12. An té bhíos a néugmhais crionachta, tarcuisnigh sé a chomharsa: acht bí fear na tuigsiona na thocht.

13. Foillsighidh aithrisech sgéul seicréidigh: acht an té agá mbí spiorad fírinneach, ceilidh sé an tadhbhar.

14. † An áit nach bí comhairle, tuitidh an pobal: acht a niomad na ccomhairlech bíos daingean.

15. An té bíos a nurraidheas ar choimhidheach, goirteochthar ann é: agus an té fuathuighios urradhas bí sé daingion.

16. Congmhaidh bean ghrásamhuil onóir: agus cumhduighid na daoine láidre saidhbhrios.

17. Do ní an duine trócaireach maith dhá anam féin: acht an té bíos éattrócaireach, buaidhridh sé a fheoil féin.

18. Oibrighidh an drochdhuine obair mhealltach; acht don té síolchuireas fírinntacht, biaidh luach dearbhtha aige.

19. Amhail [chéimnighios] fírinntacht chum beatha: mar sin an té leanas an tolc, leanaidh sé chum a bháis féin.

20. An drong agá mbí croidhe urchóideach, is adhfuathmhar don Tighearna iad; acht an mhéid bíos díreach iona slighe a siad sin a dhúil.

21. Bíodh [go niadhfad] lámh a láimh [oile] ní biaidh an drochdhuine gan dioghaltas; acht sáorfaighthear sliocht a nfiréun.

22. Mar shéud óir a srón muice, [is mar sin bíos] bean bhreádha ar ndíth discréide.

23. Fonn a nfiréin amháin an maith: acht

acht dóthchus an drochduine dioghaltas.
24. Bi neach an sgaoileas, agus
thairis sin beirios bisech; agus neach
congmhas ni is mó nó is iomchubhaidh,
acht is chum bochtuine tig sé.
† 2 Cor. 9. 8. 25. * Do dhéantar an tanam daonnach-
tach méith: agus an té fliuchas fliuch-
fuighthear é féin.
26. An té thaisgios arbhar, mail-
leochuidh an pobal é: acht biaidh beannacht
ar cheann an té reacas é.
27. Gidh bé iarrus maith go dúthrach-
† Psal. 7. 15. & 9. 15. & tach, tuillidh sé fabhar: † acht an té
10. 2. & 57. 6. iarrus tubaiste, tiucfaidh sí chuige.
28. An té chuirios a dhóigh iona
† Psal. 1. 3. & shaidhbhrios, tuitfidh sé: acht * bláith-
92. 12. Jer. 17. 8. fidh na firéin amhuil buinneáin.
29. An té buáidhrios a thigh féin,
budh leis oighreacht na gaoithe: agus
biaidh an tamadán na óglach ag an
cciónna ccroidhe.
30. Is crann beatha toradh a nion-
raic: agus an té ghnoduighios anmanna,
is críonna é.
† 1 Ped. 4. 8. 31. * Féuch, díoltar luaigheacht do
nfiréun annsa tsáoghal: ca mhéad
ni sa mó ná sin don chiontach agus
don peacach?

---

## CAIB. 12.

Gidh bé ghráduighios teagasg,
gráduighidh sé eólus: acht
an té fúathuighios smacht,
is brúideamhuil é.
2. Gnoduighidh an duine maith fabhar
an Tighearna: acht daimneochuidh sé
duine na ndroichthriall.
3. Ni daingneochar duine lé hur-
chóid: acht ni háithreochthar * fréamh
a nfiréin.
4. * An bean subhailceach is coróin
† 1 Cor. 11. 7. dá fear í; acht an bean náiriughios é,
is lobhadh iona chnámhaibh í.
5. Is ionnruic smuáintighthe a nfiréin:
acht is ceilg comhairleacha an drochduine.
6. * Bidh briathra an drochduine na † Caib. 1. 11
luighe a cceilg ar fhuil: acht tárto-
chuidh béul a nfiréin iad.
7. * Teilgthear ar na drochdhaoine, † Psal. 37. 37
agus ni bhidh ann: acht seasuidh tigh a Caib. 11. 21.
nfiréin.
8. Molfuighthear duine do réir a eag-
na: acht dísbeagfuidhthior an té agá
mbia croidhe urchóideach.
9. Is fearr an té tarcuisnighthear,
agus agá mbi seirbhiseach, ná an té
onóruighios é féin, agus ag nach bi a-
rán.
10. Bi cúram ag an duine ionnraic
a nanam a bheathuigh: acht is fuilteach
trócaire an chiontuigh.
11. * An té saothruighios a fhe- † Caib. 28. 19
rann, sáisfeochthar lé harán é: acht
an té leanas daoine díomhaoine, atá
sé gan tuigsi.
12. Iarruidh an drochduine líon na
cciontach: acht do beir fréamh a nfi-
réin toradh.
13. * Gabhthar an drochduine a mío- † Caib. 18. 7.
labhairt a béil: acht tiucfaidh an firéun
amach as buáidhreadh.
14. * Sáisfeochthar duine lé maith ‡ Caib. 13. 2.
do thoradh a béil: agus cuiteochthar
luaigheacht a lámh re duine:
15. * Bi slighe a namadáin díreach † Caib. 3. 7.
iona shúilibh féin: acht is críonna an
té éistios re comhairle.
16. Aithentar ar ball fearg a nama-
dáin: acht folchuigh an duine críonna
náire:
17. An té labhras firinne, tais- ‡ Caib. 14. 5.
beanuidh sé amach fíréuntacht; acht
is cealg taisbeanas a nfiadhnuise
bhréugach.
18. * Bidh drong ann labhras cosmhuil ‡ Caib. 57. 4 & 59. 7.
re sáitibh cloidhimh: acht is sláinte
teanga a neagnuidhe.
19. Daingneochthar béul na firinne
go bráth; acht ni bi an teanga bréu-
gach acht ar feadh móimeinte.
20. Ceilg bios a ccroidhe na droinge
noch smuáinios an tolc; acht do chomh-
airleachaibh na síothchána atá gáirdeachus.
21. Ni theigeomha olc ar bith ris
a nionnraic: acht líonfuighthear an droch

ḋuine do ṫubaiste.

22. Is adḟuaṫṁaiġeaċt don Tiġearna na béil bréaġaċa: aċt is iad an dronġ ḋéanas go fírinneaċ a ḋúil.

* Caib. 13. 16. & 15. 2.
23. * Ceilid an duine glic eolus: aċt fúagraiḋ croiḋe na namadán amadánaċt.

* Caib. 10. 4
24. * Iomċoraiḋ lám an [duine] dúṫraċtaiġ riaġail: aċt biaiḋ an taimleasg fa ḋaorċíos.

† Caib. 15. 13.
25. † Do ḃeir dóbrón a ccroidhe duine ar cromaḋ: aċt do ní focal maiṫ súlásaċ é.

26. Is fearr an fíréun ná a ċomarsa: aċt mealluiḋ sliġe na ndroċ-ḋaoine léo iad.

27. Ni rósann an duine aimleasg an ní do ġab sé lé fiaḋaċ: aċt is mórluáiġ subsdaint an duine dúṫraċtaiġ.

28. A sliġe na fíreantaċta atá an beaṫa, agus ni ḃfuil báṡ ar biṫ an a casánaiḃ.

## CAIB. 13.

Eisdiġ mac críonna re teagasg a aṫar: aċt ni éisdeann tarcuisneaċh armáire.

† Caib. 12. 14.
2. † Iosaiḋ duine maiṫ do ṫoraḋ a ḃéil: aċt [íosaiḋ] anam ḟir an tsáruiġṫe foiréigion.

3. An té coiṁédas a ḃéul, coiṁédaiḋ sé a anam: aċt an té osglas a ṗuisíne go fairsing, díoṫlaiṫriġṫear é.

4. Bi mian ag anam an ċlaoiḋe, agus ni faġann aoinni: aċt do ḃéantar anam an dúṫraċtaiġ méiṫ.

5. Fúaṫuiġiḋ an fíréun bréaga: aċt bi an droċḋuine neimfírinneaċ, agus tig sé cum náire.

† Caib. 11. 3. 5, 6,
6. † Coiṁédaiḋ an tionraċus an díreaċ iona sliġe; aċt claoiḋiġ a nurċóid an peacaċ.

7. Bi neaċ ann do ní é féin saiḋḃir: giḋeaḋ ag naċ bi énni: bi neaċ ann do ní é féin boċt; giḋeaḋ atá sé lán do saiḋḃrios.

8. Is é fúasglaḋ anma duine a saiḋḃrios: aċt ni éisd an boċt iomaiṫḃior.

9. Gáirdiġiḋ soillsi a ḃfíréin: † aċt cuirfiġear lóċran an ċoiṁtaiġ as. † Iob 18. 6 & 21. 17.

10. As uabar aṁáin tig an ċeannairg: aċt bi eagna ag na daoinib deaġċomairleaċa.

11. † Laiġdeoċṫar saiḋḃrios an diomaóinis:] aċt an té ċruinniġios lé saoṫar, béuraiḋ sé bisaċ. † Caib. 10. 2. & 20. 21.

12. Dóċus ar na cur a ḃfad, do ní sin an croiḋe tinn: aċt a nuair tig an fonn, is crann beaṫa é.

13. Giḋ bé tarcuisniġios an briaṫar, millfiġear é; aċt an té eagluiġios a naiṫne, do ġeaba sé luáiġeaċt.

14. † Dliġeaḋ a neagnaiḋ is tobar na beaṫa é, do ḋealuġaḋ ré líontaiḃ an báis. † Caib. 14. 27.

15. Do ḃeir tuigse maiṫ fabar: aċt atá sliġe na sáruiġṫeaċ cruáiḋ.

16. † Do ní gaċ uile ḋuine glic a [ġnoṫuiġe] re heolus: aċt léigiḋ an tamadán a leime leis ós áird. † Caib. 11. 23. & 15. 2.

17. Tuitiḋ droiċṫeaċṫaire a ttubaisde: aċt is sláinte an teaċtaire dílis.

18. Biḋ boċtuine agus náire don té ḋiultas teagasg; aċt an té agá mbi meas ar aċmusán, onórṫar é.

19. Is milis do nanam an fonn do ċoimlionaḋ: aċt is adḟuaṫṁaiġeaċt do na hamadánaiḃ dealuġaḋ ris a nolc.

20. An té siubluiġios le daoinib críonna, biaiḋ sé críonna: aċt scriosfuiġtear compánaċ na namadán.

21. Leanaiḋ olc na peacaiḋ: aċt ris an bfíréun cúiteoċṫar maiṫ.

22. Fágḃaiḋ an duine maiṫ oiġreaċt ag cloinn a ċloinne: † agus cuirtear maóin an peacaiḋ a stór do nionraic. † Iob 27. 17.

23. † Bi biaḋ mór a ttreaḃaḋ an boiċt; aċt biḋ neaċ ann do millear do ḋiṫ breiṫeamhnuis. † Caib. 12. 11.

24. † An té coigleas a slat, fúaṫuiġios sé a ṁac: aċt an té lear bionmhain é, smaċtuiġiḋ sé é go moċ. † Caib. 23. 13.

25. † Itiḋ an fíréun do sásaḋ a anma: acht biaiḋ riachtanas ar bolg an droċhduine. † Psal. 37. 3. & 34. 10.

CAIB.

## CAIB. 14.

Cuiriḋ gaċ aoinḃean ċríonna a tiġ ṡuas: aċt leagaiḋ a namaid ṡíos é le na láṁaiḃ féin.

2. † An té ṡiuḃluiġios
† Job. 12. 4. iona ḟírinntaċt, eagluiġiḋ sé an Tiġearna: aċt an té ḃíos urċóideaċ iona ṡliġtiḃ, tarcuisniġiḋ sé é.

3. Bí slat uaḃair a mbéul a namadáin: aċt diḋeonuiġ puisine an duine glic iad.

4. A náit naċ bí daiṁ, bí an mainséur glan: aċt tiġ biseaċ mór le neart an daiṁ.

5. † Ní ḋéna fiaḋnuise ḋíleas bréug:
† Exod. 20. 16. & 23. 1. & Caib. 6. 19. & 12. 17. acht laibheoruiḋ a nfiaḋnuise fallsa bréuga.

6. Iarruiḋ an tarcuisneaċ eagna, agus ni faġann: † aċt is socamlach
† Caib. 8, 9. eólus don tí ṫuigios.

7. Imṫiġ as fiaḋnuise duine leime, a nuair naċ moṫoċuiḋ tú [ann] béul a neóluis.

8. Isé gliocas a neagnuiḋe, a ṡliġe do ṫuigsin: acht is cluáin leime na namadán.

* Caib. 10. 23. 9. Do níḋ amadáin magaḋ fan * bpeacaḋ; aċt a measg na bfírean atá fabhar.

10. Aiṫniġiḋ an croiḋe a ṡearḃus féin: agus ni beanann coiṁṫiġeaċ re na ṡólás.

11. Claoiḋfiġṫear tiġ an droch-ḋuine: acht bláiṫfiġ áitreaḃ an ionraic.

* Caib. 16. 25. 12. * Atá sliġe ann do ċiṫear dí-reach do ḋuine: acht isé a chríoch sin sliġṫeaċa an báis.

13. Annsa ġáire féin bí an croiḋe dubach; agus sé críoch an tsúgachais sin dóbrón.

14. Fear an ġearrchumainn a ccroiḋe,
* Caib. 1. 31. * líonfuiġṫear é re na ṡliġṫiḃ féin: agus sásfuiġṫear an duine maiṫ uaḋ féin.

15. Creidiġ an simpliḋeach gach aonḟocal: acht féuchaiḋ an duine glic go maiṫ dá imṫeacht féin.

16. Eagluiġiḋ an duine críonna, agus dealuiġiḋ ó olc: aċt cuṫaiġiḋ an tamadán, agus biḋ sé dóċċusaċ.

17. An té feargṫoċar go hoban, do ní sé amadánaċt: aċt fuaṫuiġṫear fear na ndroiċṫionnsgantaḋ.

18. Sealbhuiġiḋ na simpliġiḋ amadánas: aċt corónṫar an teagnuiḋ le heolus.

19. Claonuiḋ an tolc roiṁe an maiṫ: ⁊ an droċḋuine a ndoirsiḃ na bfíréun.

20. * Fuaṫuiġṫear an boċt ceana ó na ċomarsain féin: aċt bí mórán carad ag an tsaiḋbir. * Caib. 19. 7.

21. An té ṫarcuisniġios a ċomarsa, peacuiġ sé: * aċt is sona an té do ní trócaire ar na boċtaiḃ. 9.

22. Naċ seaċránuiḋ an dronġ ċionnsgnas an tolc? aċt biaiḋ trócaire agus fírinne ag an ndruing ċionnsgnas an maiṫ.

23. Bí tarḃa ann gaċ uile ṡaoṫar: acht triallaiḋ caint na bpuisineaḋ amáin cum easbuiḋe.

24. Coróin na neagnuiḋe, a saiḋbrios: acht is leime amadánas na namadán.

25. * Sáoruiḋ a nfiaḋnuiḋe fírinneach anmanna: aċt labhruiḋ an meḃlaċ bréuga.

26. Atá dóċċus láidir a neagla an Tiġearna: ⁊ biaiḋ caisl díḋin agá ċloinn.

27. * As tobar beaṫa eagla an Tiġearna: do ḋealuġaḋ ré painteáruiḃ an báis. * Caib. 13. 14.

28. A mómaḋ na ndaoine atá onóir an Ríġ: aċt a neasbuiḋ daoine atá milleaḋ an ṗrionnsa.

29. Bí tuigsi mór ag an té bíos mall cum feirge: aċt an té bíos deiṫ-ṁiosaċ a spioraid, árduiġiḋ sé leime.

20. Isé an croiḋe falláin beaṫa na feola: aċt lobaḋ na ccnám an tnúṫ.

31. * An té ṡáruiġios an bocht, masluiġiḋ sé a ċruṫaiġṫeóir: an té onóruiġios é, bí trócaire ann don boċt. * Caib. 17. 5. Math. 25. 40.

32. Díbeartar an ciontaċ as, iona ċiontaiḃ: acht bí dóċċhus ag an bfírean iona báṡ.

33. Socruiḋ eagna a ccroiḋe an té agá mbí tuigsi: acht foillsiġṫear an

an ni atá a meadhón na namadán.
34. Ardaighidh a bhfírinntacht cinedh: agus is masla an peacadh do pobal ar bit.
35. Bi fabhar an Righ leis an tseirbhíseach mhaith: acht bi a fhearg a naghaidh an té bheir cúis náire.

CAIB. 15.

† Caib.25.15. Ompoighidh † freagra macánta fearg: acht brostuighidh briathra borba a bhfearg.
† Caib.12.23. & 13.16. 2. † Gnáthuigh teanga a neagnuidhe eolus go ceart: acht dóirtigh béul na namadán leime amach.
† Iob.34.21. Caib.5.21. Ier.16.17. & 32.19. Eabhr.4.13. 3. † Atáid súile an Tighearna an gach uile ball: ag féuchuin ar a nolc agus ar an maith.
4. Is crann beatha teanga fallán: acht is brisedh a spiorad urchóid do beith innte.
† Caib.10.1. 5 * Tarcuisnigh amadán teagasg ón athair: acht is eagnuidhe an ti beir aire do smacht.
6. Bi mórán ionnmhuis a ttigh a neagnuidhe: acht a ccíos an droch-dhuine, buaidhreadh.
7. Díoscaóilidh puisine a neagnuidhe eolus: acht ni marsin do chroidhe a nainbhfiosaigh.
† Caib.21.27. Isai.1.11. & 66.3. Ier.6.20. & 7.22. Amos 5.21. 8. * Is adhfhuathmhaireacht don Tighearna iodhbairt an chiontaigh; acht si urnaighe a bhfírein a dhúil.
9. Is adhfhuathmhaireacht don Tighearna slighe an chiontaigh; acht is ionmhuin leis an té leanas a ndiáigh na fírinntachta.
10. Is doirb an smacht don té thréigios an tslighe: éagfaidh an té fuathuighios armáire.
† Iob.26.6. 11. * Atá ifrionn agus díothlaithriughadh as coinne an Tighearna: maiseadh ca méid ni is mó ná sin atáid croidhthe chloinne na ndaoine?

12. Ni hionmhuin leis a ndísbeagach an té beir achmusán dó: ni mó racus sé gus na heagnuidhibh.
13. * Do ni croidhe súgach gnúis subhailcir: acht lé dóbrón an chroidhe brisdear an spiorad; † Caib.17.22.
14. Iarruidh croidhe an té agá mbi tuigsi, eolus: acht is ar amadánacht beathuighthear béul na namadán. * Psal. & 145
15. Atáid uile láethe na [ndaoine] mbuáidhearta go holc: acht an té agá mbi croidhe súgach, bi féusta gnáthach aige.
16. * Fearr beagán maille re heagla an Tighearna; ná ionnmhus mór, agus buáidhreadh maille ris. † Psal.37.16. Caib.16.8. 1 Tim.6.6.
17. Is fearr dínéar luibhionn mar a mbi gráidh, ná dam biadhta, agus fuath maille ris. † Caib.17.1.
18. * Dúisgidh duine nimhneach súas ceannairg; acht an té is mall chum feirge, lagduighidh sé imreasan. † Caib.26.21. & 29.22.
19. Atá slighe an duine leisgeamhail mar fál dorán: acht atá slighe a nio ruic ólnta go bláith.
20. * Do ni mac críonna athair lúathgháireach: acht tarcuisnighidh an duine leimh a mháthair. † Caib.10.1.
21. * Bidh amadánacht na sólás ag an té bhios gan eagna: acht siublaigh fear na tuigsi go díreach. † Caib.10.23.
22. * Toirmisctior tionnsgnanta a nésmhuis comhairle: acht a niomad na ccoimhairleach daingnighthear iad. † Caib.11.14.
23. Sóláraighear duine le freagra a béil féin: agus an focal labhartar iona am féin, cred é méud a maitheasa?
24. * Is súas atá slighe na beatha ag a neagnuidh; chor go seachonadh sé ifrionn síos. † Phil.3.20. Col.3.1.
25. * Leagfaidh an Tighearna tigh a nuáibhrigh: acht daingneochaidh sé teóra na baintreabhthaigh. † Caib.12.7. & 14.11.
26. * Is adhfhuathmhaireacht don Tighearna smuáintighthe an chiontaigh: acht is briathra millse briathra a bhfíorghlain. Caib.6.18.
27. An té bhios dúthrachtach chum sóala, buáidhridh sé a thigh féin;
acht

acht an té fuathuighios bronnta, mairfidh sé.

28. Smuainighidh croidhe an fhiréin cum freagartha: acht dóirtigh béul an chiontuigh droichneithe amach.

* Psal.34.16. & 145.18. 29. * Is fada an Tighearna ón cciontach: acht do éisdeann sé guidhe a bhfiréin.

30. Gáirdighidh solus na súl an croidhe, agus do ni clú mhaith cnáma méith.

31. An cluas do éisdeann achmhusán na beatha: oirisidh sí a measc na ndaoine nglic.

32. An té diultas múnadh: tarcuisnighidh sé anam féin, acht an té umhluighios do smacht, do gheibh sé tuigsi.

33. Is é eagla an Tighearna teagasg na heagna: agus * atá umhlacht roimhe onóir. † Caib.18.12.

## Caib. 16.

Is ón Tighearna tig † ullmughadh an chroidhe ann sa duine, agus freagra na teangtha. † Caib 19.21. & 20.24. Jer.10.23.

‡ Caib 21.2. 2. * Bidh uile slighthe an duine glan iona shúilibh féin: acht comhthromuigh an Tighearna na spioraid.

* Psal.37.5. & 55.22. Math.6.25. Luc.12.22. 1 Pead.5.7. 3. * Cuir hobair a leith an Tighearna, agus daingneochthar do smuaintighthe.

4. Dhó féin do rinne an Tighearna gach uile ni: * an ciontach fós a ccoimhé lae an uilc. † Job.21.30.

* Caib.6.16. & 8.13. 5. * Is adhfhuathmhaireacht don Tighearna gach uile dhuine bhíos uaibhreach a ccroidhe: bíodh go mbeidh lámh a láimh, ní biaidh sé gan díoghaltas.

6. Lé trócaire agus lé firinne leasuighthear an éagcóir; agus lé heagla an Tighearna seachnaid [daoine] an tolc.

7. A nuair thaitnid slighthe an duine leis an Tighearna, do beir sé ar a námhaid féin beith síothchach ris.

8. * Is fearr beagán lé hionnracas, ná cíos anna móra gan ceart. † Psal.37.16. Caib.15.16.

9. Is é croidhe an duine thriallus a shlighe; acht is é an Tighearna dhírigheas a chéime.

10. Bí fáistine diadha a mbél an Righ; ni chiontuighionn a béul a mbreitheamhnus.

11. * Is leis an Tighearna scála agus comhthrom cearta; is iad a obair comhthrom an mhála uile. * Levit.19.36 Caib.11.1

12. Is adhfhuathmhaireacht do Righthibh olc do dhéanamh; óir daingnighthear an cathaoir ríogha lé hionnracas.

13. Is iad puisine fireanta dúil an Righ; agus is ionmhuin léo an té labhras an ceart.

14. Atá fearg an Righ amhail teachtairibh an bháis; acht ceannsochaidh duine glic í.

15. Bí beatha a solus gnúise an Righ; agus * a fabhar amhail néull fearthanna deighionaigh. * Caib.19.12.

16. * Ga mó is fearr eagna dfagháil ná ór, agus tuigsi dfagháil, is córa í do thogha ná airgiod? † Caib.8.11

17. Is é slighe mhór a nfiréin dealughadh ris a nolc; an té coimhédas a shlighe, cumhduighe sé a anam.

18. * Thig an tuabhar roimhe a naidhmilleadh, agus ánbhsprioradh roimhe an leagadh; † Caib.11.2. & 18.12.

19. Is fearr beith do spioraid umhail leis na hisliobh, ná an chreach do roinn leis a nuaibhreach.

20. An té glacus cúis go críonna, do gheba sé maith; agus gidh bé chuireas * a dhóigh ann sa Tighearna, is sona é. † Psal.2.12. & 34.8. & 125. Isai.30.18. Jer.17.7.

21. Goirfighear [duine] críonna don glic a ccroidhe, agus méaduighidh millsi an béil eagna.

22. Is tobar fionnuisge cum beatha an tuigsi don ti agá mbí sí: acht is amadánacht teagasg na namadán. † Caib 13.14.

23. Múinidh croidhe an glic a béul, agus do beir barr eagnadh dá bhriathraibh.

24. Is

24. Is cior mhela briathra millsi, milis do nanam agus sláinte do na cnámhaibh:

†Caib.12.14. 25. Bi slighe ann do chitear ceart do dhuine: acht isé a chrioch sin slighthe an bháis.

26. An té saothruigheas, is do féin saothruigheas sé: óir iarruidh a bhéul air é.

27. Tochluidh an duine neimhdhiadha olc: agus bí iona bhéul amhuil teine lasarrdha.

† Caib.6.14, 19.& 15.18. & 26. 21. & 29. 22. 28. * Siolchuiridh an duine cealgach imreasain: agus dealuighidh an cogarnach na cáirde disle ó chéile.

29. Brosduighidh duine sáruighthe a chomharsa, agus treoruighe sé é chum na slighed nach maith.

30. Druididh sé a shúile do thriall neithe ccrosta; ag corruighadh a phuisine, do bheir sé olc chum criche.

31. Is coróin ghlóire an ceann liath, ar na fhaghail a slighe a nionnracuis.

32. Is fearr an té bhíos mall chum feirge ná an cumhachtach: agus an té riaghlas a spiorad, ná an té gabhus cathair.

33. Do teilgthear an crannchar ann sa nucht; acht is ag an tTighearna atá a chur a gcrich uile.

## CAIB. 17.

†Caib.15.17. IS * fearr greim tur, agus suaimhneas maille ris, ná tigh lán dféusta lé ceannairg.

2. Biaidh riaghuil ag an tseirbhiseach chríona ós cionn an mic thuilleas náire: agus biaidh cuid do noighreacht aige a measg na ndearbhráithreach.

†Psal. 26. 2. Caib.27. 21. Jer. 17.10. Mala. 3. 3. 3. * Pota a nathghlanta chum a nairgid, agus a nfoirnis chum a nóir: acht isé an Tighearna thaisdealas na croidhthe.

4. Do bheir fear olcta a aire ge do na béulaibh bréagacha; agus do bheir an bréagach aire do dhroichtheangaibh.

5. * Gidh bé fochmhuidheas an bocht, †Caib.14.31.
tarcuisnighidh sé a chruthaightheóir; agus an té luathgháireas fá amgar, ní biaidh sé gan pionús.

6. * Clann na cloinne coróin na seanndaoine, agus glóir na cloinne na haithre. †Psal.127.3. 128.3.

7. Ní hiomchubhaidh damadán glór dearsgnaigh; is lugha ná sin prisinigh bréagacha do phrionnsa.

8. * Is cloch uasal tiodhlacadh †Caib.18.16.
a radharc an tí agá mbí sé: gidh bé taobh a niompoighionn, tarbhuighidh sé.

9. * Gidh bé ceilios ságughadh, †Caib.10.12.
iarruidh sé grádh: acht gidh bé athnuaidhios cuis, deiluigh sé cáirde.

10. Is mó théid achmhusán a steach a nduine chríona, ná céad buille ann a namadán.

11. Cogadh amháin iarrus an droch-dhuine: uime sin cuirfidhthear teachtaire fiochmhar na chuinne.

12. Teagmhadh mathghamhuin ar ccaill a cuiléan ré duine, ní is luaite ná amadán iona leime.

13. * Gidh bé chuitighios maith †Rom.12.17.
lé holc, ní dheileochuidh olc re na 1 Tessal.5.15.
thigh. 1 Pead.3.9.

14. Bí tosach na ceannairge amhail do léigfeadh duine uisge amach; uime sin léig dhiot ceannairge sul bheanfuighthear inte.

15. * An té ghlanas an ciontach, †Exod.23.7.
agus an té damnuigheas an dírech: is Isai.5.23.
adhfuathmhaireacht don Tighearna iad Caib.24.24.
araon.

16. Cred as a bhfuil lúach a láimh amadáin dfaghail gliocuis, ó tárla gan chroidhe é.

17. * Gráduigh an cara gach uile †Caib.18.24.
uáir, agus rugadh an dearbhráthair a nagháidh buaidhearta.

18. * Ceanglaidh duine gan tuigsi †Caib.6.1.
cunnradh, agus téid a nurrúdas a bhfia- & 11.15.
dhnuise a charad.

19. An té ghráduigheas an cheannairg, gráduigh

gnáoṫuiġ sé sáruġaḋ: agus an té árduiġios a ġeata, tuáruiḋ sé aiḋmilleaḋ.

20. An té agá mbi croiḋe crosta, ni faġan sé maiṫ ar biṫ: ⁊ an té agá mbi teanga millte, tuitiḋ sé a nurchóid.

Caib.10.1. 21. † An té ġineas amadán, do ni sé sin ċum a ḋoilġis féin: agus ni bi solás aig aṫair amadáin.

Caib.15.13. & 12.25. 22. † Foġnuiḋ croiḋe súgach amhuil leiġios: acht tiormuiġiḋ spioraid briste na cnáma.

23. Glacaiḋ on droċḋuine tioḋlacaḋ as a nucht, do ċláonaḋ sliġṫe an breiṫeamhnuis.

Ecclesi.2.14. & 8.1. 24. † Bi a neagna as coṁair an té agá mbi tuigsi: acht bid súile a namadáin a nimlib na talman.

*Caib.10.1. & 15.20. & 19.13. 25. † Is dóbrón do naṫair mac oinmideċ; agus searbhus é don ṁnaói rug é.

26. Fós ni maiṫ pionús do ṫabairt do nfiréun, nó prionnsuiġe bhúaladh ar son ceirt.

*Seam.1.19. 27. † Caigliḋ an té agá mbi éolus a briaṫra: agus bi fear na tuigsiona do spioraid deaġsuiġṫe.

*Iob.13.5. 28. † An tamadán féin a nuáir bios sé na ṫost, measttar críonna é: agus an té druidios a béul, bi sé na duine tuigsionach.

## CAIB. 18.

AN té scaras é féin tré fonn, iarruiḋ agus beanaiḋ sé ré gach uile eagna.

2. Ni bi duil ag amadán a ttuigsi; acht amáin go bfoillsiuġaḋ a ċroiḋe é féin.

3. A nuáir tig an ciontaċ, annsin tig tarcuisne, agus lé mioċlú an sgannail.

Caib.20.5. 4. * Is uisgeaḋa doiṁne briathra béil an duine: agus sruth ag teliugadh tobar fioruisge na heagna.

5. * Ni maiṫ gabáil re pearsuin an droċḋuine, do ṫeilgion a nionnraic a mbreiṫeamhnus. *Lebit.19.15. Deut. 1. 17. & 16. 19. *Caib.24.23

6. Téid puisinig a namadáin a cceannairg, agus goiriḋh a béul air builleoiḃ.

7. * Isé a béul aiḋmilliḋ a namadáin, agus a phuisine painteur a anma féin. *Caib.10.14 & 12.13. & 13.3.

8. † Bid briatra an chogarnuiġh amhuil cneaḋa, agus tiagaiḋ sios a bfirioċtar an builg. †Caib.12.18. & 26.22.

9. An té fós bios leasg iona obair, is dearbhráthair é don millteóir mór.

10. † Is tor daingion ainm an Tiġearna: rioṫuiḋ an firéun ċuige, agus bi sé daingion. †Psa.18.2. & 27.1. & 133.2.

11. † Isé saiḋbrios an duine saiḋbir a ċaṫair daingion, agus bi sé amhuil balla árd iona baramhuil féin. *Caib.10.15

12. * Is árd croiḋe an duine roiṁe a naiḋmilleaḋ, agus atá a numlas roiṁe onóir. †Caib.11.2. & 16.18. & 15.338.

13. Giḋ bé freagras cuis roiṁe a clos, is amadanaċt agus náire dó é.

14. Iomċoruiḋ spioraid an duine a laige: acht cia fédas spioraid cneadaċ diomċar?

15. Do geib croiḋe an duine eagnuiḋe éolus: agus iarruiḋ cluas an duine ċríonna eagna.

16. * Do ni bronntanas duine áit dó, agus do beir a laṫair dhaóine móra é. †Caib.17.4.

17. Giḋh be bios ar ttús iona ċuis féin, [saóilteur] cóir do beiṫ aige: acht thig a ċomarsa, agus spionuiḋ sé é.

18. Do beir an ċrannċair air imreasanaibh cosg, agus roinniḋ idir na cumaċtaċaib.

19. Dearbhráṫair ar na feargugaḋh; is deacra a faġáil ná caṫair láidir; agus is cosṁuil a nimreasan ré barradaiḃ caisléin.

20. * Lionfuiġṫear bolg duine le toradh a béil, lé buiġe a puisineadh lionfuiġṫear e. †Caib.12.14. & 13.2.

21. Atá bás agus beaṫa a ccumaċta-

ta

na tengtha agus an dhrong lér bionmhun í, íosaid siad dá toradh.

† Caib. 19. 14. 22. † Gidh bé ġeibh ben, do ġeibh sé ní maiṫ; agus gnóuiġiḋ sé fabhar ón Tiġerna.

23. Labhraiḋ an boċt impiḋeċa, aċt freagraiḋ an saiḋbhir go † garbh. † Seum. 2.

24. Caiṫfiḋ an té agá mbi cáirde, é féin dfoillsiuġaḋ go cáirdeamhail: † agus bí cara ṡesas ní is foigse ná derbhraṫair. † Caib. 17. 17.

## CAIB. 19.

AS † ferr an boċt siubluiġios iona iomláine, ná an té bhios urcóidech iona bhriaṫraibh, agus na amadán. † Caib. 28. 6.

2. Agus fós ní maiṫ an tanam do beiṫ gan eolus: agus an té deiṫfriġios le na coṡaibh, peċuiḋe sé.

3. Milliḋ amadánaċt an duine a ṡliġe: agus bí ferg air a ċroiḋe a naġaiḋ an Tiġerna.

4. † Do ní an saiḋbhrios mórán caraḋ, agus scartar an boċt re na ċomarsain. † Caib. 14. 20.

5. † Ní raċaiḋ fiaḋnuisiġ bréige gan dioġaltas; agus an té labhras na bréuga, ní raċaiḋ sé as. † Exod. 23. 1. Deut. 19. 16. Seanrait. 6. 19. & 21. 28.

6. Is iomḋa duine iarrus fabhar an prionnsa: agus bí gach aondhuine na ċaraiḋ ag an té do beir tiodhlaicthe uaḋ.

7. † Fuaṫuiġid uile derbhráiṫre an boiċt é: cá méd nísa mó ná sin tiaġaid a cáirde uile a bfad uaḋ? lenuiḋ sé [iad] lé briaṫraibh, giḋeḋ bíd siad do diṫ air. † Caib. 14. 20.

8. Is ionmhuin leis an té do ġeiḃ egna a anam féin: an té ċoiméadas tuigsi, do ġeba sé maiṫ.

9. † Ní raċaiḋ fiaḋnuise bréige gan dioġaltas: agus meṫaiḋ an té labhrus bréga. † 5 Fearse.

10. Ní hiomċubhaiḋ soiṁes do amadán: is luġa † ná sin do ṡherbhiseach maiġistreaċt ós cionn prionnsaḋ. † Eccles. 10. Caib. 30. 22.

11. † Cuiriḋ discréid duine a ferg air cáirde, agus is í a glóir míniaġaḋ do léigean tairis. † Caib. 14. 29.

12. † Bí ferg an Ríġ amhail búirfeaċ leomhain: aċt bí a fabhar amhail druċt air an bféur. † Caib. 16. 15. & 20. 2.

13. † Is adhbhar bróin dá aṫair an mac lémh: agus is silt † sioruiḋe impesain na mná. † Caib. 10. 1. & 15. 20. & 17. 21. 25. & Caib. 21. 9. & 25. 24.

14. Tiġ agus saiḋbhrios sé oiġreaċt a naṫar: agus is ón Tiġerna atá an † ben glic. † Caib. 18. 22.

15. Cuiriḋ a nfallsaċt [neċ] a ccodlaḋ trom: agus † fuileongaiḋ an tanam díomaoin ocras. † Caib. 10. 4.

16. † An té coiméadas a naiṫne, coiméaduiġ sé a anam féin: aċt an té tarcuisniġios a ṡliġe, éugfaiḋ sé. † Caib. 16. 17. & 10. 17.

17. † An té agá mbí truaiġe don boċt, áirlighiḋ sé don Tiġerna: agus an ní do bhéra sé uaḋ, íocfaiḋ sé ris é a rís. † Luc. 14. 14.

18. † Smaċtuiġ do mac an fad bías dóiġ as: agus ná coigleaḋ a hanam é, ċum a millte. † Matth. 10. 42. & 25. 40. † Caib. 13. 24. & 23. 13.

19. Fuileonguiḋ fer na móirfeirge pionus: óir má tárrthuiġionn tú é, caitfe tú a dénam a rís.

20. Éisd re comhairle, agus glac teagasg: ċor go mbia tú glic ad ċrich deiġionuiġ

21. † Bíd mórán tionnsgantaḋ a gcroiḋe an duine: ṫairis sin a sí comhairle an Tiġerna seasfas. † Iob 23. 13. Psal. 33. 10. 11. Caib. 16. 1. 9. Isa. 46. 10.

22. Asé dúil an duine a ċinéul: agus is ferr an duine boċt ná an bréagach.

23. Triallaiḋ egla an Tiġerna ċum beaṫa, agus an té agá mbí sin, anfaiḋ sé sásta: ní tiocfaiḋ ċuige le holc.

24. † Folċaiḋ an duine leisg a lám iona broilleaċ, agus ní tabhair sé amach í ċum a béil a rís. † Caib. 15. 19. & 26. 15.

25. † Buail duine do ní tarcuisne, agus do bhéra an simplióg aire dhó féin; † Caib. 21. 11.

féin; agus iomdaighidh an té agá mbi tuigsi, agus tuigfidh sé eolus.

26. An té millios a athair, agus díbrios a mháthair, is mac tuilliós náire é, agus do beir scannail [uadh.]

27. Scuir a mhic, déisteacht an teagaisg bhus cúis seachráin ó bhriathraibh a néoluis.

28. Tarcuisnigh fiadhnuise neimhdhiadha breitheamhnus, agus slugaidh béul an chiontaigh éigceart.

29. Atá breitheamhnuis ullamh fá chomhair na dtarcuisnigheach, agus sciursadha do dhruim na namadán.

## Caib. 20.

IS fear magaidh an fíon, is buileamhail an deoch láidir: agus gidh be mhealltar leó sin, ní bhfuil sé críonna.

† Caib. 19. 12. & 16. 14. 2. † Is eagla an Rígh amhuil búirfeadhach leomhain: gidh bé brostuighios chum feirge é, peacaidh sé a naghaidh a anma féin.

3. Is onóir do dhuine scur do chonnspóid: acht biaidh gach áon amadán ag teagmháil.

† Caib. 10. 4. 4. † Ní treabhthaidh an lorgánach, do bhrígh a nfuachta: uime sin iarrfaidh sé déirc san bfoghmhar, agus ní bia aoinni aige.

† Caib. 18. 4. 5. † As cosmhuil comhairle a ccroidhe duine re huisge domhain; acht tairreongaidh duine tuigseach amach í.

6. Maoidhidh an chuid is mó do na daoinibh a maitheas féin gach áon aca: acht cia gheabhus duine fírinneach.

† Psal. 112. 2. 7. Imthigh an duine ceart iona iomláine féin; † bidh a chlann beannuighthe na dhiaigh.

8. Scaoilidh an Rígh suidhios a ccathaoir breitheamhnuis a nuile olc ó chéile le na shúilibh.

† Psal. 51. 5. Job 14. 4. 1 Reigh. 8. 46. 2 Cr. 6. 36. Eccles. 7. 20. 1 Eoin. 1. 8. 9. † Cia fhéadas a rádh, do rinne mé mo chroidhe glan? atáim fós glan óm peacaidhibh.

10. † Comthrom éagsamhla, agus miosúr éagsamhla, atáid aráon adhuathmhar a bhfiadhnuise an Tighearna. † Deut. 25. 13. Caib. 11. 1. & 16. 11.

11. Aithnighthear fós an leanabh ar a ghníomhartaibh: an mbi a shaothar fiorghlan, nó an mbi ceart.

12. † Is é an Tighearna do rinne araón an chluas chluinteach, agus an tsúil fhaicsionach. † Exod 4. 11. Psal. 94. 9.

13. † Ná gráidhigh codladh, deagla go ttiucfá chum bochtaine; oscail do shúil, agus sáiseochthar le harán tú. † Caib 19. 15. & 12. 11.

14. Ní fiú sin é, a deir an ceannuighe: acht a nuair imthighios roimhe, ansin maoidhidh sé.

14. Atá ór ann, agus mórán do chlochaibh uaisle; acht is iad briathra a néoluis an séud mórluachmhar.

16. † Glac éadach an té théid a nurradhas an choimhthighigh: agus glac geall uadh ar son mná coimhthighidh. † Caib. 27. 13.

17. † Is milis le duine arán na ceilge: acht na dhiaigh sin biaidh a bhéul líonta do ghainimh. † Caib 9. 17.

18. † Daingnighthear gach uile thionnsgnamh lé comhairle, agus le comhairle ghlic déna cogadh. † Caib. 25. 22.

19. † An té imthighios fá gcuairt na aithristeach sgéul, sgaoilidh sé rún: uime sin ná bean ris an té spleaduighios le na phusaibh. † Caib. 11. 13.

20. † Gidh bé mhallaighios a athair nó a mháthair, cuirfighthear a lóchrann as a ndorchadas dubh. † Exod. 21. 17. Lebhit. 20. 9. Math. 15. 4.

21. Is féidir oighreacht dfagháil go luath ar ttosach: acht ní budh beannuighe a chríochsin.

22. † Ná habair, cuiteochaidh mé olc: acht feith ar an Tighearna, agus tárrtheochaidh sé thú. † Deut. 32. 35. Caib. 17. 13. & 24: 29: Romh. 12. 17: 1 Tes: 5: 15. 1 Pead. 3. 9.

23. Is adhuathmhar don Tighearna comthrom éagsamhla, agus an meadh mealltach ní maith í.

24 † Is ón Tighearna atá imtheacht an duine; cionnus fhéadus duine maiseadh a shlighe féin do thuigsin? † Psal. 35 23. Caib. 16 9. Ier. 10. 23.

25. Is painteir don té shluigios ní naomhtha: 7 tar éis móide iarmoireacht do dhéanamh.

† Psal. 101. 5. &c. 26. † Dioscaoilidh Rig crionna na droċdhaoine, agus do beir sé an roithlín tarsa.

27. Isé spiorad an duine coinnill an Tigearna, ag sgrúdadh a nuile ċuid a stig don bolg.

† Psal. 101. 1. Caib. 29. 14. 28. † Trócaire, agus firinne ċumdaighios an Rig: agus is lé trócaire coṁnaimtior suas a ċaṫaoir.

† Caib. 16. 31. 29. † Isi neart na ndaoine óg a nglóir, agus isi sciaṁ na seandaoine an ceann liaṫ.

30. Glanaidh goirme na cneidhe a nurċóid; agus is mar sin do níd na sciursada a nuile ċuid a stig don bolg.

---

CAIB. 21.



TÁ croidhe an Rig a láiṁ an Tigearna, mar na srota uisge; iompoighidh sé é giodh bé ait a ttoghran féin.

† Caib. 16. 2. 2. † Is direach gach uile slighe an duine iona súilibh féin: aċt meaghaidh an Tigearna na croidhte.

† 1 Sam. 15. 22 Isa. 1. 11. Hos. 6. 6. Mica 6, 7. 3. † Is taitneaṁaighe rís ag an tTigearna ceart agus breiṫeaṁnus do dhéanaṁ, ná iodhbairt.

Caib 15. 8. * Caib. 6. 17. 4. * Is peacadh féuċain árd, agus croidhe uáibhreaċ, agus treabhadh na cciontaċ.

5. [Triallaidh smuáinte an dúthraċtaigh amháin ċum lionmhaireaċta: aċt gaċ duine dá mbí deiṫnioṡaċ, amháin ċum easbhuidhe.

* Caib. 10. 2. & 13. 11. 6. * Fagáil ionnmhais lé teangaidh bréagaidh, is díomhaoineas é ar na bogadh anonn sa nall ag an ndroing iarrus bás.

7. Scriosaidh sladmóireaċt na cciontaċ iad féin: do brigh go ndiultaid siad breiṫeaṁnus do dhéanaṁ.

8. Is cam agus is coimhtheaċ slighe an duine: aċt ar son an duine fíorghloin, bí a obair ceart.

9. * Is fearr áitreabh a ccoirneul a nuáċtar an tighe, ná a bfoċair bhainsige mná a dtigh fairsing. * Caib 19. 13. & 25. 24. & 27. 15.

10. * Iarraidh anam an ċiontoigh olc: ní fagann a ċomharsa fabhar ar bit iona súilibh. * Seanm. 4. 6.

11. * A nuáir smaċtuighthear an tarcuisneaċ, do nithear duine crionna don tsimplidheaċ; agus a nuáir theagaisgthear an duine crionna, gabhaidh sé eolus. * Caib. 19. 25.

12. Measaidh an duine ionraic go glic tigh an droċduine; aċt teilgidh Dia sgeċadh na ciontoigh ar son na cciontaċ.

13. * Giodh bé stopas a ċluása re héigioṁ na mboċt, coimhéighfidh sé féin mar an gcédna, aċt ní cluinfighthear é. * Math. 18. 30.

14. * Claoidhidh bronntanas a bfolaċ fearg, agus minighe luáidheaċt ann sa bfolaċ fearg neartmhar. * Caib. 17. 8. & 18. 16.

15. Is é gáirdeaċus a nfiréin, breiṫeaṁnus do dhéanaṁ; acht biáidh milleadh do luċht oibrighthe a néigceirt.

16. An té seachránaighios as slighe na tuigsiona, anfaidh sé a ccomċruinniughadh na marbh.

17. An té ghrádhaighios aoibhnios biáidh sé na dhuine boċt: an té ghrádhaighios fion agus ola, ní biáidh sé saidhbhir.

18. * Biáidh an ciontach na fuásgladh do nfiréun, agus an sáraigheach ar son na ndaoine ndíreach. * Caib. 11. 8.

19. * Is fearr comhnaighe do dhéanaṁ ann sa bfásach, ná maille re mnaoi ċheannaighidh feargaigh.

20. Atá ionnmhus ann is cóir díarraidh, 7 ola a náitreabh an duine ghlic: acht caṫaidh an duine éigcrionna suas é.

21. An té leanas firéntacht agus trócaire, do geibh sé beaṫa, diongas, agus onóir.

22. * Do ní an duine crionna dreapaireacht caithreach an chumachtaigh, agus teilgidh sé sios neart a bunáite. * Eccles. 9. 14.

23. * Gioh bé chongmhas a béul agus a teanga: coimhéadaigh sé a anam ó buáidhreadh. * Caib 12. 13. & 18. 21.

24. Fear

24. Fear magaiḋ uaiḃreaċ áirdiṁ-
tinneaċ is ainm don té ḃeanas a bḟeirg uai-
ḃrigh.
† Caib. 13.4. 25 * Marḃuiġ mian an duine fallsa
é féin: óir diultuiġid a láma sáo-
ṫruġaḋ.
26. Santuiġ sé go ġéar ar feaḋ an
† Psal. 112.9. laoi: aċt do ḃeir an fíréun ní uaḋ,
agus ní ċoiglioṁ sé é.
† Caib. 15.8. Isai. 66.3. Jer. 6.20. Psal. 50.9. Amos 5.22. 27. † Is adḟuaṫmaireaċt ioḋbairt
an ċiontuiġ: ga ṁéd ní is mó ná
sin, a nuáir do ḃeir leis í le droiċ-
ṁeinṁ?
† Caib. 19.5, 9. 28. † Díoġḃaitfiḋ a ḟiaġnuise
ḃréagaċ: aċt an té éistios, labhruiḋ
sé go seasṁaċ.
29. Cruaduiġ an droċḋuine a
éadan: acht ar son an díriġ, díriġiḋ
sé a ṡliġe.
† Jer. 9.23. 30. † Ní ḃfuil eagna, ná tuigsi,
ná comhairle a naghaidh an Tiġear-
na.
† Psal. 33.17. 31. † Ullmuiġṫear an teach a gcoiṁe
lae an ċaṫa: † acht is ón TTiġearna
atá tárṫáil.

## CAIB. 22.

† Eccles. 7.1. IS * córa ainm maiṫ do ḃreiṫ
do roġain ná saiḋḃrios
mór: agus fabar grá-
ḋaċ tar airgiod agus tar
ór.
† Caib. 29.13. 2. * Teagmaidh an saiḋḃir agus an
boċt ré ċéile; is é an Tiġearna a ccru-
taiġṫeoir sin uile.
† Caib. 27.12. 3. * Réṁféuċuiġ an duine glic an
tolc ċuige, agus folċaiḋ sé é féin:
acht imṫiġid na daoine simpliḋe ar a
naġaiḋ, agus piantar iad.
† Psal. 112.3. 4. * Le humlaċt, agus le heagla an
Tiġearna, atáid saiḋḃrios, agus o-
nóir agus beaṫa.
5. Bid droiġne, agus painteír a
sliġe a nduine; an té coiṁédas a
anam bí sé a bfad uaṫa.

7. Riaġluiġ an saiḋḃir ós cionn na
mboċt, agus bí fear a náirliċte diar-
ruiḋ na seanbhfongantuiġ ag an té
beir uaḋ é.
8. * An té síolċuireas éigceart, † Job. 4.8. Hos. 10.13.
buainfiḋ sé díomaoines: agus failleo-
ċaiḋ slat a feirge.
9. * An té agá mbí súil ṫíoḋlaic- † 2 Cor. 9.6.
ṫeaċ, biáiḋ sé beannuiġ; óir do ḃeir sé
cuid dá arán do na boċtuiḃ.
10. * Teilg amaċ an tarcuisneaċ, † Ps. 101.5.
agus raċaidh an ceannairg amach;
scuirfiḋ fós an timreasan agus an
masla.
11. Biáiḋ an Ríġ na ċaraid ag an
té ġráḋuiġios gloine ċroiḋe ar son
millse a ḃéil.
12. Coiṁéduiḋ súile an Tiġearna
eolus, agus teilgiḋ bun ós cionn bria-
ṫra an tsáruiġṫe.
13. * A deir an duine fallsa, atá † Caib. 26.13.
leomhan amuiċ, muirfighṫear mé san
tsráid.
14. * Is log domain béul na mban † Caib. 2.16, & 23.27. & 5.3. & 7.5.
ccoiṁṫiġṫeaċ: an té fuaṫuiġios an
Tiġearna, tuitfiḋ sé ann.
15. Bí leime ceangailte a ccroiḋe † Caib. 13.24. & 19.18. & 23.13. & 29.15, 17.
leinib: aċt cuirfiḋ * slat an smaċ-
tuiġṫe a bhfad uaḋ í.
16. An té sáruiġios an boċt do
ṁéadugaḋ a saiḋḃriosa féin, agus an té
do ḃeir don tsaiḋḃir, tiucfaiḋ sé go
deimin cum riaṫanuis.
17. Claon fios do ċluas agus éist
briaṫra an duine glic, agus iompoiġ
do ċroiḋe cum méoluisi.
18. Oir is ní sólásaċ é, má ċaiṫ-
ġionn tú a stiġ ionad iad: béiḋ fós
ioméubaiḋ ann do ḃéul.
19. Chor go mbia do ṁuiniġin ann sa
Tiġearna, dfoillsiġ mé duit a niugh,
duitse féin.
20. Naċ ar scríoḃ mé duit neiṫe
oirḋearca a ccoiṁairleaċaiḃ agus a néo-
lus?
21. Chor go ttiuḃrainn ort fios
deirḃṫeaċta focal na fírinne do ḃeiṫ a-
gad; ionnus go bfeadfa freagra bria-
ṫar na fírinne do ṫaḃairt ar an muinntir
ċuirios fios ċugad.

*† Sach.1.10.* 22. Ná slad an boċt do bríġ go
bfuil sé boċt: ná brúiġ an truaġán
annsa ġeta.
*†Caib.23.11. Job 31.21.* 23. * Oir taigeoruiḋ an Tiġearna a
ccúis, agus millfiḋ sé anam an té
millios iadsan.
24. Ná dén muinntearas re duine
feargaċ, agus na himtiġ lé duine buil-
ġemuil:
25. Ar eagla go bfoġluimféa a
ṡliġṫe, agus go bfuiġṫéa painntéur
dot anam.
*• Caib. 6. 1. & 11. 15.* 26. * Ná bíse don druing buáileas
láma, nó don druing bíos durraiġ ar
son fiaċ.
27. Muna bfuil énni agad re diol-
uiġeaċt, cred as a mbéradh sé leis do
leabuiḋ ó beit fúd?
*†Caib.23.10. Deut.19.14. & 27.17.* 28. * Ná hátruiḋ seintéora a nsea-
roinn, noċ do ṡuiġeadar haiṫre,
29. An bfaicioṅ tú duine dith-
ċiollaċ iona ġnoṫuiġib? seasfuiḋ sé a
latair Rioġ, ni a latair daoine suirisiol
ṡeasfas sé.

---

## CAIB. 23.



Nuáir suiġfios tú dite bíḋ
lé huáċtarán, meas go
friocnamaċ cred bías ad
fiaḋnuise.
2. Agus cuir scian cum
do scórnuiġ, mas duine tú tabarta
do ċráos.
3. Ná bí mian agad iona millsénuib:
óir is biaḋ meallṫaċ iad.
*† 1 Tim. 6. 9, 10.* 4. * Ná sáoṫruiġ beit saiḋbir:
sguir dot ġliocas féin.
5. An ccuirfidh tú do ṡúile aṅ-
sa ni naċ bfuil aṅ? óir do ni saidh-
bhrios go deimhin sciathain dó
féin: eitillid siadh as amhuil iolar
cum nime.
6. Ná hitse arán na droċṡúl, a-
gus ná dúiliġ a biaḋa millsi,

7. Oir mar smuaintiġios iona ċroiḋe,
is marsin bíos seision: ith agus ibh,
a deir sé riot, aċt ni bí a ċroidhe
leas.
8. Ursloigfidh tú an greim do
ith tú a nois, agus caillfiḋ tú do
ḋeaġfocail.
9. Ná labair a ccluasaibh ama-
dáin: óir dísbeagfuidh sé gliocas
do briaṫar.
10. * Ná hátruigh an seintéora, *†Caib.22.28.*
agus ná heiriġ a steaċ ar ḟearan na *Deut.19.14.*
ndilleaċt. *& 27.17.*
11. * Oir is cumaċtaċ a bfúasgal- *†Caib.22.23.*
tóir: taigeoruiḋ sé a ccúis riot. *Job.31.21.*
12. Tabhair do chroidhe do ṫea-
gasg, agus do ċluasa do briaṫruiḃ
eoluis.
13. * Ná coṁaim smaċt ón leanab; *•Caib.13.24.*
óir ma buáilioṅ tú leis an tslait é, ni *& 19.18.*
bfuiġe sé bás. *& 22.15.*
14. Buáilfiḋ tú leis an tslait é,
agus sáorfuiḋ tú a anam ó ifrioṅ.
15. A mhic, má bioṅ do ċroiḋe eag-
nuiḋe, biaiḋ lúaṫġáire ar mo ċroiḋe,
orumsa féin.
16. Gáirdeoċuiḋ fós mo ḋubáin, a
nuáir laibheorus do béulsa neithe
cearta.
17. * Ná tnúṫuiġeaḋ do croiḋe ris *†Caib.24.1. & 3.31.*
na peacaċuibh: aċt bi a neagla an Ti- *Psal.37.1.*
ġearna ar feaḋ an laé uile. *& 73.3.*
18. * Oir is deimin go bfuil luáiġ- *‡Caib.24.14.*
eaċt, agus ni gearrfuiġṫear amaċ do *†Rom.13.13.*
dóċcus. *Ephes.5.18.*
19. Cluinsi, a ṁic, agus bi crioṅna, *†Caib.1.8.*
agus treoruiġ do ċroiḋe aṅsa tsliġe.
20. * Ná bi a measg pótaireaḋ fío-
na, a measg ġrágaireadh, líonus
iad féin le feóil.
21. Oir tiucfaiḋ an pótaire agus
an duine cráosaċ cum boċtuine: agus
do dén a naimleisge duine déudu-
gaḋ lé ceirteaċaiḃ.
22. * Eist red aṫair, noċ do ġin
tú, agus ná tarcuisnig do ṁaṫair a
nuáir bías si áosta.
23. Ceannuiġ a nfirinne, agus na
reac í: eagna fós agus múnaḋ agus
tuiġsi.

+Caib.10. 1. 15. 20. 24. * Is mór lúaṫġáirfios aṫar a ḟiréin: agus an té ġeineas leanaṁ críonna, do ġéba sé sólás úaḋ.

25. Biaiḋ lúaṫġáire ag h'aṫair, agus ag do ṁaṫair, agus gáirdeoċaiḋ an ḃean rug tú.

26. A ṁic, tabhair daṁsa do ċroiḋe: coiṁdaidís do ṡúile mo ṡliġṫe.

+Caib.22.14. 27. * Oir is díog doṁain an striopach, agus is log cuṁang an ḃean coiṁṫiġeaċ.

*Caib. 7. 12. 28. * Bí sí fós a luiġeaċán aṁail sladṁóir, agus méaduiġ sí na millteóiriġ a measg na ndaoine.

*Esa. 5. 11. 29. * Cia ag á mbí mairg? cia ag á mbí dóbrón? cia ag á mbí imreasan? cia ag á mbí callóid? cia ag á mbí cneada gan adḃar? cia ag á mbí deirge súl?

30. An drong fanas a bfad ag an bfíon, an luċt téid d'iarraiḋ a nfíona ċumaisge.

31. Ná féuċsa ar an bfíon a nuáir bíos sé dearg, a nuáir ṫaisbeanas sé a ḋaṫ ann sa ċupán, a nuáir ċorruiġios sé é féin go díreach.

32. Fá deireaḋ gortuiġ sé aṁail naiṫir niṁe, agus ceilgaiḋ sé aṁail aḋċer.

33. Do ċífid do ṡúile mná coiṁṫiġeaċa, agus laiḃeoraiḋ do ċroiḋe neite neiṁċubaiḋ.

34. Biaiḋ tú fós do nós an té luiġios síos a meaḋón na fairrge, nó mar an té luiġios a mullaċ an ċrainn seóil.

35. Do buáileadar mé [a deir tú] agus ní raiḃ mé tinn: do ġabadar orum, agus níor ṁoṫuiġ mé; cá huáir mhúsgeolas mé? iarrfa mé fós a rís é.

## CAIB. 24.

*Caib.23.17. & 24.19. Psal. 37. 1. & 73.3. *Psal. 10. 7.

Ná bíse * aingiḋe a naġaiḋ droċḋaoine, agus ná santoiġ beiṫ na bfoċair.

2. * Oir sṁuaineaḋ a ccroiḋe milltéaċus, agus labraiḋ a mbéil urċóid.

3. Tré ġliocas do nitior tiġh ḋfoirgneaḋ, agus le tuigsi daingniġtior é.

4. Agus lé heólus líonfuiġṫear na seomraḋa le gaċ uile saiḋbrios mórluáiḋ sólásach.

5. Is láidir an duine eagnaiḋe; méaduiġ fós fear an eólais neart.

6. * Oir is lé coṁairle ġlic do ḋéana tú do ċogaḋ: agus a niomad na ccoṁairleaċ bíos cuṁdaċ. *Caib. 20. 18. & 11. 14. & 15. 22.

7. Is ro árd a neagna do ṁamadán, ní osclann sé a ḃéul ann sa ġeata.

8. Goirfiḋṫear duine urċóideaċ don té ṫriallus an tolc do ḋéanaṁ.

9. Is peacaḋ smuáineaḋ a neiṁġliocuis, agus is adḟúaṫṁaiġeaċt an tarcuisneaċ do na daoiniḃ.

10. Má anḃfainniġionn tú a ló na haindeisi, is beag do neart.

11. * Má léigionn tú díot tárṫáil na druinge ṫairngior ċum báis, agus an luċt bíos réiḋ ċum a marḃṫa: *Psal. 82. 4.

12. Má deir tú, féuċ ní raiḃ a ḟios aguinn: naċ measann an té sgrúdas na croiḋṫe sin? agus naċ bfuil a ḟios ag an té ċuṁduiġios hanamsa? agus naċ ttiubra sé dá gaċh áon do * réir a oibreach? *Job 34. 11. 1 Psal. 62. 22. Ier. 32. 19 Romh. 2. 6. Taisb. 22. 12.

13. A ṁic, ithsi mil do bríġh gur maiṫ í; agus an ċriaṫar meala, noċ is milis dot ċarbad.

14. Marsin biaś eólus na heagna dot hanam; a nuáir do ġeba tú é, ann sin do ġébṫar * luáiġeaċt, agus ní ġearrfuiġṫior aṁaċ do ḋóċus. *Psal. 19. 9. & 119. 103.

15. Ná cuir luiġeaċán, a ḋroċḋuine, a naġaiḋ áitreiḃe a nfiréin: ná creach a áit coiṁnuiġe.

16. * Oir tuitiḋ an duine ionnraic seaċt nuáire, agus éiriġiḋ sé a rís: aċt tuitfid na cionntuiġ a nolc. *Psal. 34. 19. & 37 24. Job. 5. 19.

17. * Ná lúaṫġáiriġ a nuair ṫuitfios do náṁaid: agus ná gáirdiġeaḋ do ċroiḋe a nuáir do ġeiḃ sé tuisleaḋ. +Job 31. 29. Psal. . 5. Caib. . 15

18, Deagla

18. Deagla go bfaicfeaḋ an Tigear-
na sin, agus go maḋ miotaitneaṁaċ
leis é, go ⁊ niompoċaḋh a ḟearg uaḋ.
† Psal. 37. 1 Caib. 23. 17. 19. † Ná bíoḋ fearg ort ar son na
ndroċḋaoine: agus ná bíoḋ tnúṫ ort
ris na ciontaċaiḃ.
† Caib. 13. 9. Iob 21. 17. 20. † Oir ni biá luáiġeaċt ag an
ndroċḋuine; cuirfiġear coinneal an ċion-
tuiġ as.
21. A ṁic, imeagluiġ an Tigearna,
agus an Riġ: agus ná bean ris na
ḋaoinib sógluáisde.
22. Oir éireoċaiḋ a ndonus go ho-
baṅ, agus cia dar fios a sgrios a-
ráon?
23. Bainid fós na neiṫeasi ris na
† Lebhit. 19. 15 Caib. 18. 5. & 28. 21. Deut. 1. 7. & 16. 19. Eoin 7. 24. *Caib. 17. 15. Isa. 5. 23. ḋaoinib glic: † ni maiṫ meas do ḃeiṫ
ar pearsuiḃ tar a ċéile a mbreiṫeam-
nus.
24 † Giḋ bé ḋeir ris an gciontaċ,
atá tú ionnruc: mailleoċaiḋ an pobal
é, fuaṫoċaiḋ cineaḋaċa é.
25. Acht biáiḋ soiḃneas don ḋroing
aiṫbiorus é, agus tiucfaiḋ beannuġaḋ
maiṫ orra.
26. Pógfuiḋear gaċ neaċ an té do
ḃeir freagra ċeart uaḋ.
27. Gléus hobair amuiġ, agus ḋean
oireaṁnaċ ḋuit féin i anns a maċaire, agus
na ḋiáiġ sin ḋean do tiġ.
28. Ná bi ad fiaḋuin a naġaiḋ do
ċomarsan gan aḋbar, agus ná meall
[duine] le do ḃéul.
† Caib. 20. 22. 29. † Ná habair, do ḋéan na misi mar-
sin ris, amuil do riṅe sé riom: cuit-
eoċaiḋ mé ris a nóglaċ do réir a
oibre.
30. Do ġab mé láim ré maċaire an
duine fallsa, agus láim ré fíneamuin
an duine gan tuigsin:
31. Agus féuċ, do bí sin uile ar
bfás tair do ḋosánuiḃ, agus ḋfoluiġ
neantóg a aġaiḋ, agus do bí a balla
cloiċe briste sios.
32. Annsin do ċonnairc mé, agus do
mheas mé go maiṫ é, ḋféuċ mé air, agus
do ġab mé teagasg.
33. † Beagán codalta fós, néull
† Caib. 6. 9. &c. beag, filleaḋ beag na lám air a ċéile ċum
codalta.
34. Mar sin tiucfaiḋ do boċtaine
mar áon bios ar siubal, agus do
riaċtanas mar ḋuine armṫa.

---

## CAIB. 25.


IS iad so mar an gcéadna
seanráite Sholaiṁ, noċ do
aiṫsgriob muinntir Hezeciah
Riġ Iúdah.
2. Is í glóir Dé ni do
ċeilt: acht isé onóir na Rioġ cúis
do sgrúdaḋ amaċ.
3. Atá an flaiṫeamnus ar áirde, an
talam ar ḋoimne, agus croiḋe an Riġ
ḋosgrúdtaiġ.
4. Bain an sálċar as a nairgiod,
agus tiocfaiḋ soiteaċ amaċ don ċéard.
5. † Bein leis an ḋroċḋuine ó fiaḋ- † Caib. 22. 1
nuise an Riġ, agus daingneoċtar a
ċaṫaóir a bfirinntaċt.
6. Ná cuir tú féin amaċ a laṫair
an Riġ, agus ná seas a náit ḋaóine
móra.
7. † Oir is fearr ḋuit a ráḋ riot, † Luc. 14. 10.
tarr a nios annso, ná do ċur ni is
ísle as coiṁe an prionnsa, noċ do ċon-
caḋar do ṡúile.
8. Ná himtiġ amaċ go hobann do
ċrioncán, deagla naċ biaiṫ a fios agad
creḋ do ḋéanta ann a ḋeireaḋ, tar éis
do ċomarsa dot ċur ċum náire.
9 † Aitiġ do ċúis red ċomar- † Math. 5. 25. & 18. 15.
sain: agus ná foillsiġ seicréid do
neaċ oile:
10. Deagla go gcluinfeaḋ an té do
ċluinfeaḋ tú, náire ort, agus naċ
bfilleaḋ do ṁioċlú.
11. Is cosṁuil focal labartar go
hiomċubaiḋ, ré hubhlaiḃ óir a bpictiu-
riḃ airgid.
12. Amuil cluasfáiṅe óir, agus
amuil cónuġaḋ ḋóir ġlan, marsin bios
an taiṫbionaċ glic an ċluáis umail.
13. † Mar bios fuaċt an tsneaċta † Caib. 13. 17
a naimsir a nfoġmair, marsin bios an
teaċtaire

teachtaire dílis don dhruing chuireas uadh é: óir aithbheóghuidh sé anam a mhaighistir.

14. Gidh bé mhaóidheas é féin ar son tiodhlaicthe fallsa, is cosmhuil é ré néulluibh, agus ré gaóith gan fearthuinn.

*Gen.32.4.& 16.14. 1Sam.25.24. Caib.15.1.& 16.14. 15. † Le hiomchar fada cláochluightior prionnsa, agus brisigh tenga bhog an cnáimh.

16. An bhfuáir tú mil? ith an mhéid is lór dhuit di, deagla go mbeitheá líonta, agus go sceithfeá í.

17. Connaimh do chos ó thigh do chomharsan, deagla go mbeith sé cortha dhíot, agus go bhfúathochadh sé tú.

†Psal.120.4. Caib.12.18. 18. † An té do ní fiadhnuise bhréige a naghaidh a chomharsan; is farca, cloidheamh, agus soighiod ringeach é.

19. Is cosmhuil dóigh a nduine neimhdhílios a naimsir na buáidheartha re fiacail bhriste, agus re cois léonta.

22. Amhuil an té thógbhas leis édach a naimsir dhoininne, agus amhuil binégar ar nitre; marsin don té chanas fuinn do chroidhe dhubhach.

†Exod.23.4. Romh.12.20. 21. † Má bhíonn do námhaid ocrach, tabhair arán dhó re ithe: agus má bhíonn tart air, tabhair uisge dhó ré a ól.

22. Oir cruáchfuidh tú smeróide teineadh ar a chionn, agus cúitteochaidh an Tighearna sin riot.

23. Cuiridh an gháoth thuaidh a nfearthuinn ar ccúl: marsin do ní an gnúis fheargach an tenga itiomrádhteach.

*Caib.21.9. & 19.13. 24. † Is fearr áitreabh a ccoinnéul do mhullach an tighe, ná a bhfochair mná géire, agus a ttigh fairsing.

25. Mar uisgeadha fúara do nanam thartmhar, is marsin bhidh sgéula maithe as tír imchéin.

26. Is samhuil do thobar buáidheartha, agus dfúarán truáillighthe, duine ionnraic ag tuitim sios a lathair an chiontoigh.

27. Ni maith mórán mela dhithe, marsin ni glóir do dhaoine a nglóir féin do sgrionadh.

*Caib.16.32. 28. † An té ag nach bi riaghuil ós cionn a sprioraide féin, is cosmhuil é re cathruigh bhriste sios gan bhalladha.

## CAIB. 26.

MAR sneachta san tsamhradh, agus mar fearthuinn san bhfoghmhar: marsin ni hiomchubhuidh onóir damadán.

2. Mar a néun ar iomlúaghail, mar a náinleóg lé heitiollughadh; marsin ni thiucfa an mhallacht gan adhbhar.

3. † Máloid do néch, srian do nassal, agus slat do dhruim a namadáin. † Caib. 10.13. Psal. 32.9.

4. Ná freagair amadán do réir a amadánachta, deagla go mbeitheá féin cosmhuil ris.

5. Freagair amadán do réir amadánachta, deagla go mbiadh sé críona iona bharamhuil féin.

6. An té chuireas teachtaireacht le láimh amadáin, gearruidh sé amach na cosa, agus ibhidh sé dochar.

7. Ni bhidh cosa an bhacaidh ionann; marsin do cosamhlacht a mbéul na namadán.

8. Amhuil an té cheanglas cloch a ccrann tábhuill: marsin don ti do bheir onóir dóinmhid.

9. Mar théid delg súas a láimh a nfir meisce: marsin atá cosamhlacht a mbéul na namadán.

10. An [Dia] mór do chum a nuile ni, cúitighidh sé aráon ris a namadán, agus ris an tsárughtheach.

11. † Mar iompoighios an madradh air a sceathrugh: marsin iompoighis an tamadán ar a leime. *2Pead.2.22.

12. An bhfaiciónn tú duine críona iona bharamhuil féin? is mó an dóigh is cóir do bheith as amadán ná as.

13. † A deir an fallsán, atá leoman san tslighe, atá leoman ansa tsráidibh. *Caib. 22.13.

14. Mar iompoighios an dorus ar a bhacánaibh, marsin do ní an fallsán ar a leabhuidh.

15.Folc-

† Caib. 19. 24. 15. † Folchuidh an fallsán a lámh io-
na bhrollach, is doiligh leis a tabhairt a
rís chum a bhéil.
16. Is críonna an sgraisde iona
bharamhuil féin, ná moirseisior do fhéud-
fadh réusún do thabhairt úatha.
17. An té ghabhus tort, agus chuim-
lios re ceannairg nach baineann ris, is
cosmhuil é ré neach bheirios ar mhadradh
ar chlúasaibh.
18. Mar fhear buile, noch chaithios
aithinnigh, saighde, agus bás:
19. Marsin don tí mhealluis a chom-
arsa, agus a deir, nach a súgradh
atáim?
† Caib. 22. 10. 20. A náit nach bi connadh ar bith,
théid an teine as: marsin a náit †
nach bi an cogarnach, coisgidh an
cheannairg.
* Caib 15. 18. & 29. 22. 21. † Mar bhíos gúal do ghúal ar
lasadh, agus connadh don teine; mar-
sin don duine cheannairgeach dadhnadh imreas-
an.
† Caib. 18. 8. 22. † Atáid briathra an chogarrn-
uigh amhuil cneadha, agus tiaghuid síos
don chuid is firioctaruidh don bholg.
23. An béul ar lasadh, agus an
croidhe urchóideach, atáid mar phota criadh
ar na fholach re sal airgid.
24. An té fhúathuighios, do ní sé
blandar le na phuisinibh, agus taisgidh
sé cealg a stigh ann.
25. A nuáir labhras sé go breágh-
dha, ná creid é: óir atáid seacht nath-
fúathmhaireachta iona chroidhe.
26. An té fholchas fúath lé ceilg,
foillseochthar a olc a bhfiadhnuise an
chomhchruinnighthe uile.
† Eccles. 10. 8. Psal. 17. 16. & 9. 15. 27. † Gidh bé thochlas poll, tuitfe
sé féin ann: agus an té iompoighios
cloch, fillfidh sí air féin.
28. Fúathuigh an teanga bhréagach an
drong dá ndéin sí dochar: agus oib-
righ an béul sleamhain milleadh.

# Caib. 27.

Na * A maoidh thú féin as an lá † Seum. 4. 13. &c.
a mhárach: óir ni féidir thú
cred do bhéaradh lá
leis.
2. Moladh neach oile thú, agus nar bé
do bhéul féin: moladh coimhthigheach thú, a-
gus nar biadh do phuisine féin.
3. Is trom an chloch, agus bi an
gaineamh muirighineach; acht is truime
fearg amadáin ná iad araon.
4. Is fuilteach a nfearg, agus is cu-
thaigh an chorruighe: acht cia fhéadas se-
samh as coinne aingidheachta.
5. Is fearr aithbhior ós áird ná gradh
fa rún.
6. † Is díleas cneadha na carad; acht † Psal. 141. 5.
is cealgach póga na námhad.
7. † Miodhuiligh an tanam bhíos lán † Job. 6. 7.
an chriathar mheala; acht is milis gach
uile ni searbh do nanam ocrach.
8. Amhuil seachránuighios éun ó na
nead, is marsin don duine seachránuighi-
os ón áit féin.
9. Solásuigh uniment deaghbholadh an
croidhe: is marsin do ní millsi charadh
duine re comhairle ó chroidhe.
10. Ná tréig do chara féin agus
cara hathar, 7 ná héirigh go tigh do
dearbhráthar a ló do riaghanuis: óir is
fearr † cara a ccomhfogus ná dearbhra- † Caib. 17. 17. & 18. 24.
thair a nimchian.
11. † A mhic, bi críonna agus déan mo † Caib. 10. 1. & 23. 24.
chroidhe lúathgháireach, chor go bhfreag-
ora mé an té mhaslaighios mé.
12. † Do chí an duine críonna an † Caib. 22. 3.
tolc chuige, agus folchuidh sé é féin:
acht tiaghaid na daóine simplidhe air a
naghaidh, agus piantar iad.
13. * Glac éadach an té bhíos a nur- † Caib. 20. 16.
rudhas ar an ccoimhthigheach, agus tóg
geall úadh ar son mná coimhthighidh.
14. An té bheannuighios a charuid ós
áird ag éirghe go moch ar maidin,
measfuighthior na mhallughadh air é.

Caib.19.13 15. * Is cosmhuil bean cheannairgeach re sirsilt a ló móirfearthanna.

16. Gidh be ceiltios í, ceilidh sé an gáoth, agus an ingemeint a láimhe deise brathios í féin.

17. Géuruigh iarann iarann [oile]: marsin ghéuruighios duine gnúis a charad.

18. Gidh bé choimhéadas an crann fige, iosaidh sé dhá thoradh: mairsin an té fheithios air a mhaighistir, onóirthar é.

19. A mhuil freagras aghaidh daghaidh [oile] ann sa nuisge: mar sin freagras croidhe duine do dhuine [oile].

Eccles.1.8. 20. * Ifrionn agus díbfeirg ni bhíd choidhche lán: marsin ni bhíd súile an duine sáitheach choidhche.

†Caib.17.3. 21. * Mar bhíos an pota glanta do nairgiod, agus an fhoirnís do nór: is marsin bhíos an duine dá moladh.

22. Bíodh go mbruighfeá amadán a moirtéul a measg cruithneachta lé peistel: tairis sin ni deileochaidh a amadánas ris.

23. Bí dicciollach fa fhios staide do thréada, agus féuch go maith dot airgidibh.

24. Oir ni bhí an saidhbhrios siorruidhe: agus an mairionn an choróin do gach aoinghinealach?

25. Tig an féur tirim, agus taisbéanaidh an féur mín é féin, agus cruinnighthior luibhe na sliabh.

26. Bídh na huáin chum héduighthe, agus is iad na gabhair fírionna lúach thfearainn.

27. Agus biáidh bainne gabhar go lórdhach chum do bhídh, chum bídh muinntire do thighe, agus do chumhdach do chailinidhe.

## CAIB. 28.



Teithid na ciontuigh a nuáir †Leuit.26.36
nach bhi aondhuine dá ttóruigheacht: acht bídh na hionnruic dána amhuil leomhan.

2. Ar son sáruighthe dúithche, bídh mórán prionnsadh uirre: acht aig duine tuigsionach éolach mairfidh a staid a bhfad.

3. Is cosmhuil an duine bocht sáruighios a bhochtán, re fearthuinn scuabtha nach bhfágbhann beatha ar bith na dhiáigh.

4. An drong thréigios an dligheadh, moluid na ciontuigh: acht an méid choimhéadas an dligheadh, cathuighid riú.

5. Ni thuigid na droch dhaoine breitheamhnus; acht tuigid an drong iarrus an Tighearna gach uile ni.

6. * Is fearr an bocht imthighios iona ionnracus, ná an té bhíos urchóideach *Caib.19.1
iona slightibh, bíodh go mbeith sé saidhbhir.

7. * Gidh bé choimhéadas an dligheadh, ‡ Caib.29.3
is mac glic é; acht an té is companach do dhaoinibh craosacha, náirighidh sé a athair.

8. * An té mhéaduighios a mhaoin lé †Caib.13.22 Eccl.2.26.
húsaireacht agus lé tarba sgcóir, cruinneochaidh sé é don tí agá mbia truáighe don bhocht.

9. An té iompoighios a chluas ó chluinsion an dlighe, biáidh a ghuidhe sin na haduathmhaireacht.

10. * Gidh bé bhéaras air an ‡Caib.26.27
bhfíréun seachrán do dhéanamh a ndroichshlighe, tuitfidh sé féin iona pholl; acht biáidh neithe maithe a seilbh an dírigh.

11. Bídh an duine saidhbhir críonna iona thuigsin féin; acht scrúduigh an bocht agá mbi tuigsi, amach é.

12. * A nuáir gháirdighid na daoine †Caib.11.10. Eccles.10, 6.
ionnraca, bi glóir mhór ann sin: acht a nuáir éirghios an ciontach, folchaidh duine é féin.

† Psal.32.5. 1 Eoin.1.9. & 10. 13. * Gidh bé cheilios a pheacaighe, ni bia bisegh air: acht gidh bé admhas, agus thréigios iad, do gheba sé trócaire.

14. Is sona an té air a mbi úaman do ghnáth: * acht an té chruáidhighios a chroidhe, tuitfidh sé a ttubaisde. † Rom.11.20.

15. Amhail bhios leoman cutaigh agus mathghamhuin luáimneach: mar sin bhios an tiocúachtaran ós cionn na ndaóine mbocht.

16. An prionnsa ag nach bi tuigsi, mar an cceadna is mór an fear leattruim é; acht an té fúathuighios saint, faideochuidh sé a láethe.

† Gen.6.6. Exod.21.14. 17. * An duine do ni fóirneart ar fhuil dhuine ar bith, teithfidh sé chum an phuill, ná stadadh éanduine é.

† Caib.10.25. 18. * Gidh be siubhluighios go firinneach, biaidh sé sáor; acht an té bhios urchóideach iona shlighthib, tuitfe sé a néinfeacht.

† Caib.12.11. 19. * An té sáothruighios a fhearann, biaidh fairsinge aráin aige; acht an té leanas a ndiáigh daóine díomaóin, do gheba sé bochtuine go lór.

20. Lionfuidh an duine firinneach do bheannuighthib; acht an té do ni deithnios chum beith saidbhir, ni biáidh sé neimhchiontach.

† Caib.13.11. & 23.4. 1 Tim.6.9. 21. * Ni maith meas do beith ar daóinibh tar a chéile: óir ciontochuidh an fearsin ar son greama aráin.

22. Bi droch-shúil ag an té deithbhrighios chum beith saidbhir; ni tuigionn sé go ttiucfa bochtaine air.

* Caib.18.5. & 24.23. 23. * An té iomaithbhirios duine, do gheba sé ni sa mó dfabhar na diaigh sin ná an té bhláthuighios leis an tteangaidh.

† Caib.27.6. 24. * Gidh be sladas a athair nó a mhathair, agus a deir, ni peacadh é; is companach do sladuighe an té sin.

† Caib.13.10. 25. * An té agá mbi croidhe uáibhreach, cuiridh sé ceannairg air siubal: acht do dhéantar méith an té chuirios a dhóigh ann sa Tighearna.

26. Gidh bé tháobhas re na chroidhe féin, is oinmhid é: acht gidh bé imthighios go glic, táinntheochthar é.

27. * Gidh bé bheir ni don bhocht, ni biáidh easbhuidh air: acht an té folchus a shúile, do gheabha sé mórán mallacht. † Deut.15.8. Caib.22.9.

28. * A nuáir éirghid na drochdhaoine, folchuid na daóine iad féin: acht a nuáir imthighid siad, lionuid na fíréin. † Caib.28.2.

## CAIB. 29.



AN té gheibh achmusan minic, agus chruáidhighios a mhuinél, millfear é go hobann agus gan tártháil.

2. * Gáirdigh an pobal a nuáir bhid na firéin a ccumhacht: acht a nuáir bhios uachtaránacht ag an drochduine, osnaighe an pobail. † Caib.11.10. & 28.12. Eccles.10.5.

3. * Gidh bé ghráduighios an eagna, lúathgháiridh sé a athair: acht an té congmhas cuideachta do mhéirdreachaibh, ancaithidh sé a maóin. † Caib.10.1. & 15.20. & 27.11. † Luc.15.13. Caib.5.9. & 28.7.

4. Daingnigh an Righ an dúthaigh le breitheamhnus; acht an té ghabhas tiodhlaicthe sgriosuidh sé í.

5. An té do ni sleadhachus re na chomharsain, sginidh sé lion fa na chosaibh.

6. Bi paintéar a sárughadh an drochdhuine; acht canuidh an fíréun abhrán, agus lúathgháirid sé.

7. * Measuidh an firéun cúis an boicht: acht ni tuigionn an drochduine áird air a fios do bheith aige. * Iob 29.16.

8. Do beirid na daóine tarcuisneacha caithreacha bpaintéar: acht fillid na daóine glioca dioghaltas tar ais.

9. Má ni duine criona impresan re hamadán, má bhíon sé ar buile nó ag gáire, ni bhi suáimhnios ann.

10. Fúath-

10. Fúaṫuiġid na daóine fuilteaċa
an tionnruic: acht iarruiḋ an duine
ceart a anam.
11. Foillsiġ an tamadán a intinn
uile: acht congmhuiḋ an duine críonna
a stigh é nó go ttiġ na diáigh
sin.
12. Má éisdionn úachtarán re bré-
gaibh, bid a sheirbhisigh uile go
holc.
† Caib. 22. 2. 13. * Teagmhuiḋ an boċt agus an
cluanaire re céile: soillsighid an Ti-
ghearna a súile araon.
† Caib. 20. 28. 14. * An Ríġ breaṫnuiġios an boċt
go firinneaċ daingneoċtar a ċaṫaóir go
braṫ.
15. * Do beir an tslat agus an
smaċt gliocas uaṫa: aċt do beir an
leanaḃ fágṫar taoḃ ris féin, náire
dá maṫair.
16. A nuáir lionṫuid na droċdaoine,
méaduiġ an milltechus: * aċt do ċifid
an tionnruic a leagaḋ.
† Caib. 10. 1. & 17. 21. 25. 17. Smaċtuiġ do ṁac, agus do
ḃéara sé suaimhnios duit; do ḃéara sé
fós sólás dot anam.
Psal. 37. 36. & 58. 10. & 91. 8. Caib. 13. 24. & 22. 15. & 23. 13. 14. 18. A náit naċ bi fis, sgriostar
an pobal: acht is sona an té ċoimhéadas
an dligheaḋ.
19. Ni smaiċteoċtar seirbiseach
lé briaṫraiḃ: óir má tá go ttuigionn
sé, ni freigeora sé.
20. An bfaicionn tú duine bios
deiṫnioraċh iona ḃriaṫraiḃ? is mó
an dóċas bhias as amadán, ná a-
san.
21. An té do beir a seirbiseach sú-
as go muirneaċ ó ḃeiṫ na leanaḃ, biáiḋ
sé na ṁac aige fa deóiġ.
† Caib. 15. 18. & 26. 21. 22. * Corruiġ an duine feargach
ceannairg suas, agus lionṫuiḋ fear na buile
lé milltechus.
† Caib. 15. 33. & 18. 12. Iob. 22. 29. Math. 23. 12. Luc. 14. 11. 23. Do ḃísuiḋ úabar duine ísel é:
acht coiméadaiḋ onóir suas an duine
umal a spioraid.
24. Gid bé bias na páirtiġ ag ga-
duiġ, fuaṫuiġid sé a anam féin: do
ċluin sé mallughaḋ, agus ni foillsi-
ġionn é.
25. Do beir eagla an duine pain-
téur lé; acht an té ċuirios dóċcus-
ann sa Tighearna, biáidh sé dain-
gion.
26. * Iarruid mórán moiṫneaṁus a * Caib. 19. 6.
nuachtaráin: acht is ón tTigearna [tig]
breiṫeamhnus gaċ nduine.
27. Bi an duine éigceart na ad-
fuaṫmaireacht ag an nduine ċeart:
agus an té bhios fireanta iona ṡlig-
tiḃ, bi sé na aḋfuaṫmaireaċt don ċi-
ontach.

---

## CAIB. 30.

Briaṫra Agur mic Iaceh, e-
don a nfáiġeadóireaċt: do
labair an tóglach re Hi-
tiel, re Hitiel fós agus
re Hucal.
2. Go deimhin is buirḋeamhla mé ná
duine ar biṫh, agus ni bfuil tuigse
duine agam.
3. Níor ḟoghluim mé eagna, a-
gus ni bfuil eolus na náomṫachta
agam.
4. * Cia chuaid suas ar neamh, nó * Eoin. 3. 13.
táinic a nuas? cia ċruinniġh an gáoṫ Iob. 38. 4.
iona dórnaiḃ? cia ċeangail na huisge- Psal. 104. 3.
da a cculaid? cia daingniḋ uile ċorra Isai. 40. 12.
an doṁain? cá hainm é, agus caid
ainm a ṁic, má fídann tú innsin?
5. * Is fíorglan gaċ uile briaṫar † Psal. 12. 6.
Dé: is sciaṫ é don méid ċuirios a & 19. 8. &
ndóiġ ann. 119. 140.
6. * Ná cuir i éinni a ccionn a fo- † Deut. 4. 2.
cail, deagla go ttiubraḋ iomaiṫbiorr & 12. 32.
ort, agus go bfuiġṫi bréagaċ tú. Taisbean. 22.
7. Dhá ni diarr mé ort, ná diult 18, 19.
umpa mé sul éagas mé.
8. Atruiġ a bfad uaim díomaóines
agus bréga; ná tabhair ceaċtar dam * Math. 6. 11.
boċtaine, no saiḋbrios, * beaṫaid mé lé
biaḋ is iomchubaid dam.
9. * Deagla go mbeinn lán, agus * Deut. 32. 15.
go séunfainn tú, ⁊ go naibeoruinn, cia hé
an Tighearna? nó deagla go mbeinn

boċt, agus go ngadfuinn, agus go ttiubruinn ainm mo Dhé go diomaóin.

10. Ná díteann casaóid ar ṡeirbiseaċ ré na ṁaiġistir, deagla go mailleoċaḋ sé tú, agus go bfuiġtí daor tú.

11. Bi ginealaċ ann mallaiġios a naṫair, agus naċ beannuiġionn a ṁaṫair.

12. Bi ginealaċ ann bios fiorġlan iona sṡúilib féin: giḋeaḋ ni bíd nigte ó na salċar.

† Caib. 6.17. 13. † Bi ginealaċ ann, ó ca háirde bid a ssúile, agus forrdúba a súl ar na ttógbáil suas.

† Psal. 52 2. & 57. 4. Job. 29. 17. 14 † Bi ginealaċ ann a mbid a bfiacla mar cloiḋmṫe, 7 fiacla a ngiall mar sceana, do sgrios an boiċt don tsáoġal amaċ, agus a neasbuiġ ó beiṫ a measc na ndaóine.

15. Atáid dias inġion ag an ngearrġuin [ag éiġiom] tabair, tabair: atá tri ni naċ féidir do ṡásaḋ; fós ceiṫre neiṫe naċ abair, is lór sin.

16. A nuaiḋ, an bean aimrid, an talaṁ naċ líontar lé huisge, agus an teine naċ abair, is lór sin.

17. An tsúil do ni magaḋ fa na aṫair, agus ṫarcuisniġios umlaċt a ṁaṫar, prioċfuiḋ féiċ an ġleanna amaċ í, agus iosfuiḋ na hiolair óga í.

18. Atá tri ni ró ionganntaċ, fós a ceaṫair, naċ fios dam:

19. Sliġe iolair ansa naier, sliġe aiṫreaċ nime ar an ccarraiġ, sligh[e] luinge a meoḋon na fairge, agus sliġe a nfir le maiġdin.

20. Marsin atá sliġe na habaltranaiġe; iṫid si, agus glanuiḋ a béul, agus a deir si, ni dearna misi cionta ar biṫ.

21. Ar son tri neiṫe atá an talaṁ mioshuáimneasach, agus ar son a ceaṫair naċ bfédann iomċar.

† Caib. 19. 10. 23. † Ar son seirbísiġ a nuáir riaġlas sé, agus ar son amadáin a nuair bios sé lán do biaḋ,

23. Ar son mna fúaṫṁair a nuair pósthar i, agus cumaile bios na hoiġre ar a maiġistreás.

24. Atáid ceiṫre neiṫe beaga ar an ttalaṁ: aċt bid ro ċríonna.

25. † Na seangáin, is dream iad naċ bí láidir, giḋeaḋ solaṫruiḋ a mbeaṫa san tsamraḋ. † Caib. 6. 6.

26. Ni bfuil aċt luċt lagneartmhar ansna coininib; giḋeaḋ do níd a ttiġṫe ansna carraigib.

27. Ni bi Riġ ag na lócustaibh; giḋeaḋ tiaġaid amaċ uile iona ndronguiḃ.

28. Beiriḋ an damhán alla greim re na láṁuiḃ, agus bi sé a bpálásaiḃ na Rioġ.

29. Atá tri neiṫe imṫiġios go maiṫ; bi fós a ceaṫair taitneaṁaċ iona siubal.

30. An leoṁan, noċ is láidire a measg na mbeaṫaċ, agus naċ bfillionn tar ais ó éinni.

31. Cú, poc gabair fós, agus Riġ naċ féidir cur na aġaiḋ.

32. † Má rinne tú go leaṁ ann tú féin do ṫógbáil súas, nó má smuáin tú olc, [leag] do láṁ ar do béul. † Job 21. 5. & 39. 37. & c. 40. 5.

32. Go deiṁin do beir maistriuġaḋ an bainne im uaḋ, agus do beir fásgaḋ na srróna fuil amaċ: marsin do beir fóirneart na feirge ceannairg.

CAIB. 31.

Briaṫra an Riġ Lemuel, an fáiġeadóireaċt do ṫeagaisg a ṁaṫair dó.

2. Cioḋ, a ṁic? cioḋ, a ṁic mo broinn? agus cioḋ, a ṁic mo ṁóidionn?

3. Ná tabair do neart do ṁnáiḃ: nó do sliġṫe don ni millios na Riġṫe.

4. Ni cóir do Rioġuiḃ, a Lemuel, ni cóir do Riġṫiḃ fion dól, nó do ṗrionnsaḃuiḃ deoċ láidir diḃe.

5. Deagla go nibedis deoċ, agus go ndearmadfaidis an dliġeaḋ, agus go cclaonfaidis breiṫeaṁnus aon neaċ a mbuaiḋreaḋ.

6. † Tabraiḋ deoċ láidir don ti † Psal. 104. 15.

atá

atá réiḋ ċum dul a muġa, agus fion don dream bios tiomċroiḋeċ.

7. Ibioḋ sē deoċ, agus dearmadeḋ sē a boċtaine, agus ná cuimniġeḋh sē a amgar ni is mó.

8. Oscuil do ḃēul, ar son an duine bailḃ, a ccùis a nuile duine do ainġeḋ ċum aḋmillte.

9. Oscuil do ḃēul, dēn breiṫeamnus
† Lebhit. 19. 15. Deut. 1. 16. comṫrom, † agus aiġnis cùis an
boiċt agus an riaċtanaiġ.
† Caib. 12. 4. 10. † Cia ḟēdas ben subailceċ d'faġail? óir atá a luaċ a bfad ós cionn pēarlaḋ.

11. Cuiriḋ croiḋe a fir a ḋóiġ go daingion inte; ionnus naċ bia riaċtanas re creiċ aige.

12. Do ḋēna si maiṫ ḋó, agus ni holc, ⁊ ré ḃ láeṫe a saoġail.

13. Iarruiḋ si olann agus lion, agus oibriġ si go humal re na lámaiḃ.

14. Is cosmuil rē longaib na gceannaiġeḋ í, do beir si a beaṫa ó imċian.

15. Eirġiḋ si fós sul ēirgios an lá, agus do beir si biaḋ dá muintir, agus comroinn dá cailinib

16. Measaiḋ si fearann, agus ceannċaiḋ sí ē: le toraḋ a lám planndaiġiḋ si fíneamain.

17. Criosluiġ si a leasrac le neart, agus neartaiġ si a riġṫeaċa.

18. Moṫaiġ si gur maiṫ a ceannaiġeaċt; ni ṫéid a coinneal as san noiḋċe:

19. Cuiriḋ si a lámha ⁊ an maide sniomha, agus congmaiḋ a lámha an coigéul.

20. Siniḋ si a láma amaċ don bocht, sínid fós a lám gus a nearbaiḋeċ.

21. Ni bi ēgla an tsneaċta uirre dá muintir: óir bid a muintir uile ēudaiġṫe le [culaiḋeaċa] dúbalta.

22. Do ni si ḋi fēin folaiġe do ṫáipeisṫriġ: is sioda agus purpur a hēdaċ.

23. Aiṫniġṫear a fear annsna geataiḃ, a nuair suiḋios sē a measg sinnsior na tíre.

24. Do ni si línēudach finealta, agus reacaiḋ si ē, agus do beir si creasanna don ċeannaiġe.

25. Neart agus onóir is ēdaċ ḋi, gáirdeochaiḋ si san naimsir atá ag teacht.

26. Osclaiḋ si a bēul re gliocus, agus iona teangaiḋ atá dliġeaḋ an chineultais.

27. Fēuchaiḋ si go maiṫ do sliġṫib a muinntire, agus ni iṫeann si arán an díomaóinis.

28. Eirġid a clann suas, agus goiriḋ beannaiġṫe ḋi; a fear fós, agus molaiḋ sē í, [ga ráḋ],

29. Do rinneadar mórán inġean neiṫe treiṫeacha, acht do sáruiġ tusa iad uile.

30. Is mealltach an dataṁlas, agus is díomaoin an sgēim: acht an bean eagluiġios an Tiġearna, is isi molfuiġṫear.

31. Tabraiḋ ḋi do toraḋ a lám fēin, agus molaiḋis a hoibreacha fēin annsna geataiḃ í.

eccle-

# Eclesiastes, no an Seanmontuighe.

## Caib. 1.



Briathra an tseanmontuiġ,
mac Dháibi, Righ Ierusa-
lem.
* Caib.12. 8. 2. * Diomaoín neas na ndio-
Psal. 144. 4. Psal. 36. 6. maóines, ar an seanmontuiġ; dio-
& 62. 9. maóines na ndiomaóines, is diomaóines
a nuile ni.
* Caib.2. 22. 3. *Cred an tarba atá ag duine
& 3. 9. iona uile shaothar do ni sé fan
ngréin?
4. Imtiġid ginealaċ, agus tig gi-
† Psal 104.5. & 119.90. nealaċ [oile]: *acht fanuiḋ an talam
go siorruiḋe.
5. Eiriġid an ġrian fós, agus téid
an ġrian faói, agus deitfriġid sé
gus a náit as ar éiriġ sé.
6. Théid an ġaoṫ leṫ ris an ttáob
ó ḋeas, agus filliḋsi fa gcuáirt ċum an
tuáisceirt; iomáinuiġsi timċioll fa
gcuáirt do ġnáṫ, agus iompoiġid an
ġáoṫ do réir a cúarta timċill.
* Psal.104.9. 10. 7. * Rioṫuiḋ na huile sroṫa ċum
Job. 38. 10. na fairge, giḋeaḋ ni bi an fairge lán: as
a náit a ttangadar na sroṫa, ċuige-
sin fillid a ris.
8. Atá na huile neiṫe lán do sáoṫar,
ni ḟéadann duine a ínnisin; ni sástar an
tsúil le faicsin, nó an ċlúas le cluin-
sion.
9. * An ni do bí, sé sin an ni bias:
Caib.3. 15. agus an ni do rinneaḋ, sé sin an ni do
ḋéantar: agus ni bfuil ni núaḋ ar biṫ
fán ngréin.
10. An bfuil ni ar biṫ re ar féidir
a ráḋ? féuċ atá so núaḋ: do bí sé ann
ċeana ón tsaoġalsin do bí romhuinn.
11. Ni bí cuimne ar biṫ ar na seinei-
ṫib, ni mó bias cuimne ar na neiṫib atá
ag teacht ag an ndream ṫiucfas na
ndiaiġ.
12. Misi an seanmontuiġ, do bí mé
am Riġ ós Israel ann Ierusalem.
13. Agus ṫug mé mo ċroiḋe do
sgrúdaḋ, agus diarruiḋ eagna a ttá-
oḃ gaċ aoinneiṫe da ndéantar fáoi neam:
ṫug Dia an sáoṫar doilġe so do ma-
caib an duine dá mbbuáiḋreaḋ leis.
14. Do ċonnairc mé na huile oibre-
ċa dá ndéarnaḋ fán ngréin, agus féuċ
is diomaóin uile iad, agus buáiḋreaḋ
spioraide.
15. * An ni atá cam ni héidir a † Caib.7.13.
ḋéanam díreċ: agus an ni atá easnas-
buiġ, ni héidir a áiream.
16. Do ċomráid mé rem ċroiḋe féin,
ġá ráḋ, féuċ, ṫáinic mé ċum tábaċta
móire, agus is mó fuáir mé * deagna † 1 Righ.4.30 & 10.7.23.
ná a ttáinic romam uile ann Ierusalem:
do ċonnairc mo ċroiḋe fós mórán glio-
cuis agus eagna.
17. * Agus ṫug mé mo ċroiḋe * Caib.2.12.
dfaġáil eoluis na heagna, agus daiṫne & 7.25.
buile agus leime: do ṫuig mé gur
buáiḋreaḋ spioraide so mar an gcéadna.
18. Oir bí iomarcaiġ doilġis a
niomarcuiġ na heagna: agus an té mé-
duiġios eolus, méaduiġ sé dóbrón.

## Caib. 2.


Dubhairt mé ann mo ċroiḋe,
faicim anois, deirbeoċuiḋ
mé tú le subaċus, uimesin
bíoḋ aoibnes agad: agus
féuċ, is díomaoines so mar an ccéd-
na.
2. A dubhairt mé a ttáob an gháire,
atá sé ar buile: agus fan tsúgradh,
cred dá bfoghnann sé?
† Caib. 1. 17. 3. † Díarr mé ann mo ċroiḋe mé
féin do ṫabhairt dfíon, (as ag cur uil
mo ċroiḋe ar eagna) agus greim do
ġlacaḋ don leime, nó go bfaicinn cred
buḋ maiṫ do ṁacaiḃ na ndaoine, do
ḋénaidís faói neamh ar feaḋ uile láeṫe
a mbeaṫa.
4. Do rinne mé dam féin oibreaċa
móra, do ċuir mé tighṫe suas dam, do
ṗlandaigh mé lubhghoirt fíneamhna damh
féin.
5. Do rinne mé gáirdíne, agus ub-
allghuirt dam féin, agus do ṗlandaigh
mé croinn ionta do uile sórt toraiḋ.
6. Do rinne mé locháin uisge dam,
do ḟliuċaḋ na fioḋbhuiḋe léo as a ttí-
gheḋ croinn.
† 1 Righ. 9. … & 10. … 7. † Fuáir mé seirbisigh, agus
cailinighe dam, agus nugaḋ seirbi-
sigh ann mo tigh; do bádar fós, sel-
ba móra dáirnéis móir agus big
agam ós cionn a nuile duine dá raib
ann Ierusalem romam.
8. Do ċruinnigh mé dam féin airgiod,
agus ór, agus ionnmus sperialta na
Ríogh, agus na bproibinsedh: fuáir
mé dam féin fir ċeóil, agus mná ceóil,
agus aoibnes mac na ndaóine, mar
atáid aóba-ċiuil, agus sin do
uile sórt.
9. Marsin do bí mé mór, agus
dfás mé ní is mó ná a nuile duine do
bí romam ann Ierusalem: dfan fós
mo ghliocus agam.
10. Agus gidh bé ní do santuighea-
dar mo suile, níor ċonnaim mé uata é,
níor ċongmhaim mé mo ċroiḋe ó sólás ar
biṫ: óir do gháirdigh mo ċroiḋe ann
uile sáoṫar; agus do bé so mo ċuid
dom sáoṫar uile.
11. Ann sin dféuċ mé ar a nuile obair
dá ndearnadar mo láma, agus ar an
tsáoṫar do oibrigh mé do ḋénam: agus
féuch, do bí sé uile na † díomaoines, † Caib. 1. 14.
agus na buáiḋreaḋ spioraide, agus
ní raib tarba faói an ngréin ann.
12. Agus díompoigh mé mé féin do
ṁeas gliocuis, agus buile, agus leime;
óir cred fédas an duine do ḋénam,
tig a ndiáigh an Righ? an ní céadna do
roinneaḋ roime.
13. Ann sin do ċonnairc mé go sár-
uighionn gliocus an leime, mar sáruigh-
ios solus an dorċadus.
14. † Bíd súile an duine ghlic io- † Caib. 1. 17. & 7. 25.
na ċionn, aċt siublaigh an tamadán
san dorċadus: agus maille ris sin
do tuig misi gur bionann crioċ deighio-
naċ dóib uile.
15. Ann sin a dubhairt mé ann mo
ċroiḋe, mar teagmhas don namadán,
is marsin féin teagmhas damsa: agus
uimesin cred as a raib mé ní sa
ghlioca? ann sin a dubhairt mé ann mo
ċroiḋe gur díomaoines so mar an
gcéadna.
16. Óir ní bí cuimne ar biṫ ar an
nduine nglic ní sa mó na ar a nama-
dán go síorruiḋe: ó bíos an ní atá
anois ann ar na ndearmad ann sna láeṫib
atá ag teaċt: agus cionnus éugus an
glic? mar a namadán.
17. Uimesin dfuáthuigh mé beaṫa do
brigh an tsáoṫair oibrighthior faói an
ngréin gur doiligh damsa é: óir is
díomaoines a nuile ní, agus buáiḋreaḋ
spioraide.
18. Fós dfuáṫaigh mé mo uile sao-
ṫar, noċ fuáir mé faói an ngréin, do
brigh go bfágfainn é ag an té do muc-
fas am diáigh.
19. † Agus cia dar fios an mbía † Seanraite. 17. 24. Caib. 8. 1.
sé na duine ċríonna, ná na amadán?
aċt cena biáiḋ uáċtaránaċt aige ós
cionn mo sáoṫair uile, ionar saoṫruigh
mé, agus ionar foillsigh mé mé féin

glic

glic faoi an ngréin; is díoṁaoines so mar an cceadna.

20. Air a naḋbharsin do ċuir mé
romham mo ċroiḋe do ṫarraing tar
ais, ó nuile ṡaoṫar fuair mé faoi an
ngréin.

21. Oir bí duine ann aga mbí a ṡao-
ṫar a ccríonnacht, agus a neolus, a-
gus a ccomhthrom: gidheaḋ is ag duine
nar ṡaoṫruigh ann sin, fágfuidh sé é
na ċuid roinn; is díomhaoines so fós
agus olc mór.

22. Oir creud atá ag duine dá uile
ṡaoṫar, agus dá buaiḋreaḋ croiḋe,
iona bfuair sé ṡaoṫar fán ngréin?

‡ Psal. 49.1. 23. † Oir is doilġiosa a laeṫe
uile, agus is dobrón a ṡaoṫar; ni
glacann fós a ċroiḋe suaimneas san
oiḋċe: is díomhaoines so mar an ccéa-
dna.

* Caib.1.3.3.9. 24. † Ni bfuil ní ann is fearr do duine
ná iṫe agus ól, agus óibneas do ṫa-
bhairt dá anam ann a ṡaoṫar; do ċonnairc
mé so amhluiḋ gur ab ó láimh Dé ṫig
sé.

25. Oir cia ḟéadas iṫe, nó cia eile
ḟéadas deiṫḟuġaḋ ċuige, níosa mó ná
mise?

26. Oir do beir Dia don duine an
ní is maiṫ iona radharc, eagna agus eo-
lus, agus solás: acht don peacach do
beir sé ṡaoṫar, do ċruinniuġaḋ, agus
* 1 Eein. 27. 12. do ċur an aoinfeaċt a ċéile, cor † go ttiub-
radh don té is maiṫ a bfiaḋnuise Dé:
is díomhaoines so fós, agus buaiḋreaḋ
spioraide.

## Caib. 3.

Tá am ag gach uile ní, agus
aimsir ag gach uile ṫionn-
sgnamh faoi neimh.

2. Aimsior cum beirṫe,
aimsir dfaġáil báis: aimsir do ṗlann-
duġaḋ, agus aimsir cum an neiṫe do
plandaigheaḋ do ṫarrang suas.

3. Aimsir cum marḃṫa, agus aim-
sir cum leiġis: aimsir do leagaḋ
sios, agus aimsir do ċur suas.

4. Aimsir ċum gola, agus aimsir
ċum gáire: aimsir ċum doláis, agus
aimsir ċum damhsa.

5. Aimsir do teilgion cloċ amach,
agus aimsir do ċruinniuġaḋ cloċ a
gceann a ċéile: aimsir ċum gráḋuiġṫe,
agus aimsir ċum cosg ó ġráḋuġaḋ.

6. Aimsir le faġáil, agus aim-
sir le caill: aimsir ċum taisgiḋ,
agus aimsir ċum cur a muġa.

7. Aimsir re stiallaḋ, agus aim-
sir re fuáiġeal: aimsir re tost, aim-
sir re labhairt.

8. Aimsir re gráḋuġaḋ, agus
aimsir re fuaṫuġaḋ: aimsir re co-
gaḋ, agus aimsir re síoṫċáin.

9. † Creud an tarḃa atá ag an * Caib. 1. 3.
té oibriġios, annsa ní ṡaoṫruiġios?

10. Do ċonnairc mé an saoṫar ṫug
Dia do macaib na ndaoine dá nhumlu-
ġaḋ féin ann.

11. Do rinne sé gach uile ní sgia-
mach iona am féin: do ċuir sé an sao-
ġal fós ann a ccroiḋṫib, ionnus nach
bfaġann duine ar bit amach fios na hoi-
bre do ní Dia ó ṫús go deireaḋ.

12. Atá a fios agam nach bfuil
maiṫ ar bit ionnta, acht go mbiaḋ duine
gáirdeach, agus go ndéanaḋ sé maiṫ
ar feaḋ a beaṫa.

13. Agus fós go niṫeaḋ, agus go
nibeaḋ gach aon duine, agus go solás-
uiġeaḋ sé iona uile ṡaoṫar féin: sé
sin tiodhlacaḋ Dé.

14. Atá a fios agam gach a ndéan-
nann Dia, go mbia sin siorruiḋe; ni
féidir eini do ċur na ċion, nó ní do
buain de: agus do ní Dia so, cor go
mbiaḋ eagla ag na daoinib roimhe.

15. † An ní do bí, atá sé ann anois: * Caib. 1.
agus an ní bias do bí sé ann cheana, agus
iarruiḋ Dia an ní do ċuaiḋ ṫort.

16. Agus tuilleaḋ oile, do ċonnairc
mé fán ngréin áit an breiṫeamhnuis, go
raibh urċóid ann sin; agus a náit an
ceirt, go raibh ingceart ann.

17. Agus a dubhairt mé ann mo ċroiḋe,
breaṫ

bréiṫeoċuiḋ Dia an firén, agus an droċḋuine; óir atá am ann ċum gaċ uile oibre, agus chum gach uile ti-onnsganta.

18. A dubhairt mé ann mo ċroiḋe a ttaoḃ staide mac na ndaoine, ċor go bfoillseoċaḋ Dia iad, agus go bfaicfidís féin naċ bfuil ionnta acht ainmiḋṫe.

† Psal. 49. 20. Caib. 2. 16.
19. * Oir an ní ṫeagmas do ṁacaiḃ na ndaoine, teagṁaiḋ do na hainmiḋ-ṫiḃ, aoṅ aṁáin ṫeagṁas dóiḃ: óir mar ṫéid éuġ aca oile, fós is áonanál aṁáin atá aca; marsin naċ bfuil uaisle ag an nduine tar a nainmiḋe; óir is díomáoineas iad ré ċéile.

20. Raċaid uile a naonball aṁáin, don luaiṫreaḋ iad uile, agus iompóċuid uile ċum luaiṫriġ a ris.

21. Cia agá bfuil a fios go ttéid spiorad an duine suas, agus go ttéid spiorad an nainmiḋe sios ċum na talman?

† Caib. 2. 24. & 5. 18.
22. † Uimesin measaim naċ bfuil ní is fearr ná solás do ḃeiṫ ar duine iona oibreaċaiḃ féin; óir isé sin a ċuid de: óir cia ḃéaras é dfeiċsin cred ḃias na ḋiaiġ.

## Caib. 4.

† Caib. 5. 8.
N* Ansin dfill mé, agus do ṁeas mé a nuile leattrom do niṫear fán ngréin; agus féuċ déora na druinge do ḃí fa leattrom, 7 ní raiḃ cabartaċ aca; agus ar táobh na muintire do rinne leattrom orra, do ḃí neart, as ní raiḃ cabartaċ ar biṫ acasan.

† Iob 3. 17.
2. † Uimesin do ṁol mé na mairḃ do ċuaiḋ d'éug cheana, ní sa mó ná an drong atá béo fós.

† Iob 3. 11. 16. 21.
3. † As is fearr ná iad araon an té naċ ttáinic fós, naċ bfacaiḋ an droiċġníoṁ do niṫear fáoi an ngréin.

4. Do ṁeas mé a ris gaċ uile sáoṫar, agus gaċ uile obair ċeart; gurab ar a sonsa tnúṫuiġṫear duine re na ċoṁarsain: is díomáoineas so fós, agus buaiḋreaḋ spioraide.

† Seanraite. 6. 10. & 24. 33.
5. † Filliḋ a nóinmiḋ a láṁa fá ċéile, agus iṫiḋ a ḟeóil féin [gá ráḋ]

† Seanraite 15, 16. & 16. 8.
6. † Is fearr lán duirn le suáimneas ná an dá láim lán le sáoṫar agus le buaiḋreaḋ spioraide.

7. Ansin díompóiġ mé, agus do ċonnairc mé díomáoineas fáoi an ngréin.

8. Atá áon aṁáin ann, agus ní bfuil a leiṫéid eile; ní bfuil fós leanaḃ nó derbraṫair aige: ġidheaḋ ní ḃí críoċ ar a sáoṫar, agus ní sásuiġṫear a súil ré saidḃrios, ní mó a deir sé, cia dá bfuilim ag sáoṫrugaḋ, agus dá sgéanaim manam ar maiṫ? is díomáoineas so fós, agus is droċsáoṫar é.

9. Is fearr díás nó duine, do ḃríġ go bfuil luaiġeaċt maiṫ aca ar son a sáoṫair.

10. Oir má ṫuitid siad, toiġeoḃuiḋ an fear oile a ċompánach; acht a mairg don té ḃíos na áonar a nuair ṫuiṫios sé: óir ní ḃí duine oile aige do ċuṅgnaṁ a ṫógḃala suas.

11. A ris má luiġid díás a bfoċair a ċéile, ansin biaid siad te: acht cionnus fédas duine na áonar a ḃeiṫ te.

12. Agus má buaiḋion áon na aġaiḋ, seasfuiḋ díás leis; agus ní furas corda fillte trí huaire do ḃris-seaḋ.

13. Is fearr leanaḃ boċt agus críonna, ná Rí sean-da amadánach, nach gaba teagasg ní sa mó.

14. Oir is as príosún ṫig seision do ríoġaḋ: an té fós beirṫior iona ríoġaċt, fásuiġ sé bocht.

15. Do ṁeas mé a nuile ní béo, noch siubhlas fan ngréin, ris an dara leanaḃ seasfas suas iona áit.

16. Ní bfuil críoch ar an bpobal uile, do nuile dá raiḃ rompa: an méid fós ṫiucfas na ndiaiġ, ní ḃéanaid gáirdeaċus

 ansan:

annsan: go deimhin fós is dio-
mhaóinios so agus buáidhreadh spi-
oraide.

---

## CAIB. 5.



Oiṁim do ċos a nuair ra-
ċus tú go tiġ Dé, agus go
maḋ réiḋe bias tú do ċlu-
sion * ná do ṫabhairt iodhbar- * 1 Sam. 15. 22. Psal. 50. 8. Sean. 15. 8. & 21. 27.
ṫa na namadán uáit: óir ni ṁeasuid si-
ad go ndéanuid olc.
2. Ná bi obann le do bheul, agus ná
bioḋ do ċroiḋe lúaṫ do labhairt éinneiṫe
a laṫair Dé: óir atá Dia air neaṁ,
agus atá tusa air talamh: uime sin go † Math. 6. 7: Sean. 10. 19.
ma * tearc do bhriathra.
3. Oir ṫig aisling tre iomad na
ngnoṫuigheaḋ, agus aiṫeantar guṫ a
namadáin lé hiomad na mbriaṫar.
4. * A nuáir do bheirius tu móid do *Deut. 23. 21.
Dhia, ná cuir cáirde air a díol: óir ni
bhfuil dúil aige ann sna hamadánuibh; *Psal. 66. 13.
íoc an ni do ṁóidiġ tú.
4. Is fearr duit gan móid do tha-
bairt, ná móid do ṫabairt agus gan
a comall.
6. Ná léig lé do bheul a ṫabhairt ar
ṫfeóil peacuġaḋ, agus na habair a laṫair
a naingil, gurab earráid é: créd as a
mbeiṫ fearg ar Dhia fá do ġlórsa, a-
gus obair do láṁ do ṁilleaḋ?
7. Oir a niomad na naislingeaḋ, a-
gus a niomad na mbriaṫar, atá iomad
díomaoinis: acht bioḋ eagla Dé ortsa.
8. Má chi tú fóirneart air an
mbocht, agus cláonadh éigiontach
breitheamhnuis agus ceirt a bprói-
bhinnse, ná bíodh iongnaḋ agad ann sa
chúis: óir áirighiḋ an té is áirde ná an
té is ro áirde, agus atá ann ni is áir-
de ná iadsan.
9. Tuilleadh oile, is fá ċoinne gach
aonduine atá tarbha na talman: do ni
an macaire seirbhis don Ríġ féin.

10. An té ġráḋuiġios airgiod, ni
sástar lé hairgiod é; nó an té
ghráḋhuighios iomarcaigh, ré bi-
seach: is díomhaóineas so mar an
gcéadna.
11. A nuáir ḟásas an ṁaóin, fá-
suiġ an luċt iṫios é: agus créd é an
ṁaiṫ don tí lear leis iad, acht a bhfeic-
ṡiom amháin lé na súilib?
12. Is milis codlaḋ an tsáoṫruiġ-
ṫe, maḋ beag nó mór iosas sé: acht ni
léigionn a niomadamlacht don tsaiḋbhir
codlaḋ.
13. Atá olc romór do ċonnairc mé
faói an ngréin, saiḋbhris dá ċaisgiḋ
don droing lear leis é, ċum a ndoċair
féin.
14. Acht imṫiġe an saiḋbhrios sin
le droċ-sháoṫruġaḋ: agus gei-
nid seision mac, agus ni bhíonn éinni iona
láim.
15. * Mar ṫáinic sé amaċ as broinn * Iob 1. 21.
a ṁaṫar, fillfiḋ sé tárnoċt, dim- 1 Tim. 6. 7.
ṫeacht mar ṫáinic sé, agus ni bhéara sé Psal. 49. 17.
éinni dá sháoṫar do bhearaḋ sé leis iona
láim.
16. Agus is géar an tolcsa mar
an gcéadna, ar an moḋ céadna a ttáinic
sé, go nimṫeoċa sé amhluiġ: agus
créd é an sochar atá ag an té do † Caib. 1. 3.
sháoṫruiġ ni don ġaóiṫ.
17. Ar feaḋ a uile láeṫeaḋ iṫiḋ sé a
ndorċadas, agus bí sé lán do ḋóbrón,
agus dfeirg ré na easláinte.
18. * Féuċ an ni sin do ċonnairc misi: † Caib. 2. 24.
is maiṫ agus is breáḋa do ḋuine iṫe, a- & 3. 12.
gus ól, 7 sólásuġaḋ a maiṫ a sháo-
ṫoir uile, noċ ġlacas sé faói an ngréin,
ar feaḋ uile láeṫe a ṡáoġail, noċ do
beir Dia ḋó: óir is é sin a ċuid réna.
19. Gaċ uile ḋuine fós dá ttug
Dia saiḋbhrios agus maóin, agus dá
ttug sé cuṁaċta iṫe ḋe agus a com-
roinn do ġlacaḋ, agus sólásuġaḋ ann a
ṡáoṫar: sé so tiodhlacaḋ Dé.
20. Oir ni mór ċuimhneoċus sé láe-
ṫe a ṡáoġail: do bhriġ gur freagair
Dia é a sólás a ċroiḋe.

CAIB.

## CAIB. 6.

TÁ olc do ċonnairc mé faói an ngréin, agus is coitċionn a measg na ndaóine é.

2. Duine dá ttug Dia saiḃbrios, maóin, agus onóir, ionnus naċ bi éinni d'easbhuidh ar dá anam do nuile ni buḋ mian leis: giodheadh ni bheir Dia cumaċta dó iṫe de sin, aċt itidh coimhthigheaċ é: is diomaóineas so, agus is olc an easláinte í.

3. Má ġeinion duine céud do ċloinn, agus go mairfidh mórán bliaḋan, ionnus go mbéid láethe a bliaḋan iomadamhuil, agus naċ líontar a anam do ṁaiṫ, agus fós naċ bfuighe sé adhlacaḋ, a deirim, gur feárr gin naċ ttig a hionbhuidh ná é.

4. Oir tig seision a steagh le diomaóineas, agus imtigh sé a ndorchadas, agus foileochtar a ainm le dorchaċt.

5. Tuilleadh fós, ni faca sé an ghrian, agus ni raibh éolus aige: is mó an socamal atá aigesion ná aige súd oile.

6. Má mhairionn sé fós míle bliaḋan fa dhó, thairis sin ni fhaca sé maith ar bith: naċ ttiaghaid uile a naonball?

7. Is ċum a béil bios uile sáothar an duine: acht ċeana ni coisgthear a ainmian.

8. Oir cred atá ag an duine ghlic ni sa mhó ná atá ag amadán? cred atá ag an mbocht do fheidir siubhal ar coinne na mbeo?

9. Is feárr radharc na súl ná seachrán na toile: is diomaóineas so mar an gcédna, agus buaidhreadh spioraide.

10. An ni do bi ann, do hainmnigheadh sin ċeana, agus is fiosrach gur bé an duine é: agus ni fhédann imreasan ris an té is neartmhuire ná é.

11. O atáid mórán do neiṫib mhéaduigheas diomaóineas, cred an maiṫ atá ag an nduine ann?

12. Oir cia dhar fios cred is maith don duine san tsáoghalso, a láeṫib a bheaṫa diomaóine uile noċ ċaiṫios amhuil * sgáile? óir cia fédas a innsin do duine cred bias na diáigh faói an ngréin. †Ps. 144. 4.

## CAIB. 7.

IS* feárr ainm maiṫ ná ola mórluáigh: agus lá an báis ná ló an beirte. †Sean. 22.1. & 15. 30.

2. Is feárr dul go tigh an doilghis ná dul go tigh a nfleadha: óir issé sin crioċ deighionaċ gaċ áonduine, agus cuirfidh an béo le na ċroiḋe é.

3. Is feárr doilghios ná gáire: óir le dubaċus na gnuise do nitear an croiḋe ni is feárr;

4. Bi croiḋe a neagnuidh a ttigh na cumaḋ: aċt bíd croiḋte na namadán a ttigh an tsubaċuis.

5. * Is feárr éisteaċt re hachmusán a neagnuidh, ná do duine éisteacht re habrán na namadán. *Sean. 13.18. & 15.31.32.

6. Oir amhuil briosgarnaċ na ndos faói pota, is mar sin bios gáire a namadáin; is diomaoineas so mar an gcédna.

7. Go deimhin cuiridh leattrom duine crionna ar buile, agus * millidh tiodhlacaḋ an croiḋe. †Deut. 16.19

8. Is feárr crioċ deighionaċ neiṫe ná a tosaċ: agus is feárr an foighidneaċ a spioraid ná an tuaibhreaċ a spioraid.

9. * Ná bi deithnioseach ann do spioraid chum feirge: óir comhnuighidh a fearg a mbrollach a namadáin. †Sean. 14.17 & 16. 32.

10. Ná habair, cred an fáṫ a rabadar na láethe roimhe ni is feárr ná iadsó? óir ni glic dhuit so d'fiafruighe.

11. Is maiṫ a negna maille re hoiġreċt: agus bi a tarba ag an méid do ċí an ġrian.

12. Oir is sgáile a negna, agus is cumdaċ an tairgiod, aċt isé deirsgnuġaḋ a néoluis, go ttabhair a neagna ſáoġal don druing agá mbi si.

* Caib.1.15. 13. * Mes obair Dé; óir cia féadas sin do dhénam díreċ noċ do rinne seision cam.

14. Bi lúathgháireach a ló do sonuis, acht meas a ló do dhonuis: do ċuir Dia féin so na agaiḋ súd, ar ċor naċ bfuighedh duine aoinni na ḋiáiġ.

15. Do choṁnairc mé na huile neithe a laéthe mo dhiomhaóinis: bi duine fíréanta tuitios iona ionnracas, agus bi droċduine fadúigios a laéte iona olc.

16. Ná bi ceart go ro iomarcaċ, agus ná déana thú féin ro chriona: cred as a millféa thú féin?

17. Ná bi go ro olc, agus na bi amadánaċ: cred as a néagfá roimhe ham?

18. Is maith dhuit greim do bhreith airso, úadhso fós ná tarruing do lámh; óir an té ar a mbi eagla Dé, tiucfuiḋ sé asta amaċ uile.

†Sean.21.22. & 24.5. Caib.9.16. 19. * Neartuigh an gliocus duine criona ni is mó ná deithreamhar do dhaoinibh cumhachtacha atá ansa chathruig.

*Rean.10.9. 1 Riogh.8.46. 1 Eoin.1.8. 20. * Oir ni bfuil duine fírinta ⁊ an ttalaṁ do ni maiṫ agus naċ bpeacuighionn?

21. Ná tabair aire fós do gaċ áonfocal dá laibheortar; deagla go ccluinfeá do ſearbfoġantuiġe dot mallugaḋ.

22. Oir is minic fós bhios a fhios ag do chroidhe, gur mhalluigh tú féin amhluidhsin, daóine oile.

23. Lé heagna do dhearb mé so uile; a dubhairt mé, biáiḋ mé glic, aċt dob fada sin uáim;

24. An ni sin atá ro fada uáim, atá ro domhuin, cia féadus a ṫuigsin?

25. Thug mé mo chroidhe dfaġáil eolais, agus do sgrúdaḋ agus diarruiḋ eagna agus réusuin [neiṫeaḋ], agus dfios urċóide na leime, ġdon na hamadánasa agus na buile.

26. * Agus do ġeibhim ni is seirbe ná an bás, an bhean ag ar paintéir agus lionta a croidhe, a lám amhuil geibionn; gidh bé do ni toil Dé, raċaiḋ sé as uáiṫe, aċt glabtar an peacaċ lé. †Sean.

27. Féuċ, fuáir mé so [ar an seanmontuigh] ag meas gach áoinneiṫe a ndiáiġ a ċéile dfaġáil fesa na ċéille amaċ:

28. Noċ atá manam diarruiḋ fós, acht ni fhaghaim é: fuáir mé áoinfear a measg míle, aċt bean na measg sin uile ni bfuáir mé.

29. Féuċ, ag so amáin fuáir mé, go ndearnuiḋ * Dia an duine fíréanta: aċt diarradar féin iomad smuáintiġte amaċ. †Gen.1.27.

## CAIB. 8.



Cia atá mar a neagnuiḋe, agus cia dar fios ciall neiṫe? do beir * eagna an duine ⁊ a ġnúis dsolluġaḋ, agus átrocar dánaċt a aiġte. †Sean.17.24.

2. Comhairligim duit aiṫne an Riġ do ċoimead, agus sin ar son mionna Dé.

3. Ná bioḋ deifir ort do dul as a radharc: ná seas a ndroiċni, óir do ni seision an ni is áill leis féin.

4. Mar a mbi focal an Riġ, bi cumaċt: agus cia déadas a ráḋ ris, cred é sin do ni tú?

5. Gidh bé ċoimlionas a naiṫne, ni moṫoċuiḋ sé droiċni ar biṫ: agus bi fios aimsire agus breiṫeamhnuis ag croiḋe an duine glic.

6. Do

6. Do ḃrıġ go bfuil ag gac uile ċionnsgnam am agus breiṫeamhnus; uime sin is trom ṫrúaiġmeile an duine air féin.

7. Oir ni ḟeidir sé an ni bias ann: óir cia ḟéadas a ṁinsin dó ca huáir bias sé ann?

8. Ni bfuil duine ar biṫ agá bfuil cumaċt air an * spioraid ċum a spioraide dfosdoġ; ni mó atá cumaċt aige a ló an báis, agus ni bfuil deġaılt [aige] ansa ccogaḋ sin, ni mó ṡáorfas an tolc an drong do beir iad féin dó. (Job. 14. 5.)

9. Do ċonnairc mé so le ċéile, agus ṫug mé mo ċroiḋe do nuile obair do niṫear faói an ngréin: bi uair ann a riaġlann duine ós cionn aroile ċum a ḋoċair féin.

10. Agus is mar sin do ċonnairc mé na droċḋaóine dá nadhlacaḋ, noċ do ṫigeaḋ, agus dimṫigeaḋ ó áit an náoim, agus do dearmadaḋ ansa ċaṫraiġ iad iona ndearnadar sin: is diomaóineas so mar an ccéadna.

11. Do ḃrıġ nać ccuirtear breiṫeamhnus [a naġaiḋ] droiċġníoma a gcríċ ar ball: uime sin bíd croiḋṫe cloinne na ndaóine ar lasaḋ ċum uile do ḋéanam.

12. Dá mbeiṫh go ndéanadh peacach olc céud uáir, agus go bfaideochaidh a láethe: gideaḋ go deimhin atá fhios agam * go mbeitior go maiṫ ag an druing eagluiġios Dia, noch air a mbi eagla dá laṫair. (Psal. 37. 11.)

13. Acht ni beiṫior go maiṫ ag an droċḋuine, ni mó ḟaideoċas sé a láethe; biaidh sé amhuil scáile, do bhrigh nach eagluiġionn sé roime Dhia.

14. Bidh diomhaóineas noċ do nithear air an ttalamh; go mbid daóine fíreanta dá * tteagmhann do réir oibreach na cciontach: a ris bid ciontuigh dá tteagmhann do réir oibreach na bhfíréun: a dubhairt mé gur díomhaóineas so mar an ccéadna. (Psal. 73. 3.)

15. Annsin do ṁol mé an subaċas; do bhrigh nach bhfuil ni is féarr ag an nduine faói an ġréin, ná ithe agus ól, agus beith subaċ: óir fanfuiḋ sin aige do ṡáoṫar láeṫe a ḃeaṫa, noċ do beir Di a ḋó faói an ngréin. († Caib. 3. 22.)

16. A nuáir ṫug mé mo ċroiḋe déolus na heagna, agus dfaicsin an ġnoṫuiġe do niṫear ar talamh: biod nać bfaiciann duine codlaḋ lé na súilib lá nó oiḋċe:

17. Annsin dféuch mé air obair Dé uile, nach bhféadann duine an obair do nithear faói an ngréin dfaghháil amach; do bhrigh biodh go ttuibhradh duine a dhithchioll air a faghbháil amaċ, tuilleamh fós biodh go saoilfeadh duine crionna a neolus sin dfaġáil, ṫairis sin ni biá ar ċumas a faġáil.

CAIB. 9.

Thairis so, do ċuir mé roimham an mo ċroiḋe so uile dfoillsiuġaḋ, go bhfuil an fíréun, agus an teagnuiḋe, agus a noibreaca a láimh Dé; ni feas do ḋuine ar biṫ gráḋ no fúaṫ, re gaċ ni dá bfuil rompa. († Mal. 3. 15. Psal. 73. 3. 12. 13.)

2. Is ionann [ṫig] gaċ uile ni do nuile ḋuine; is ionann crioċ do nfíréun agus don ċiontach; don maith agus don ġlan, agus don neamġlan: don ti iodbras, agus don ti nać iodbrann: mar bios an duine maiṫ, mar sin bios an peacaċ; agus an té ṁionnuiġios, mar an té eagluiġios mionna.

3. Is olc so a measg na nuile neiṫe dá ndéantar faói an ngréin, go bfuil aóinċinneamhuin aca uile: atá fós croiḋe ċloinne na ndaóine lán dolc, agus do bhuile iona ccroidhe an fad mairfid siad, agus na diaiġ sin tiagaid ċum na marḃ.

4. Oir atá dóchus ag an ti atá ceangailte ris a nuile bheo; óir is fearr madradh beo ná leoman marbh.

5. Oir atá a fhios aig na beodhuibh go nfuigid siad: acht ni bhi fios neithe ar bith ag na mairbh; ni mó atá luaigheacht ar bith aca ni sa mó; óir dearmadadh a cuimhne.

6. Atá fós a ngrádh, ⁊ a bhfúath, agus a ttnúth anois caillte; ni mó bhias aca go bráth a roinn ann sa ndóigh dá ndéntar faói an ngréin.

7. Imthigh romhad, ith harán maille re sólás, agus ibh tfion le croidhe súgach; óir gabhaidh Dia anois hoibreacha.

8. Bíodh héadach a ccomhnuidhe geal, agus ná bíodh easbhaidh uinnemeinte ar do cheann.

9. Tabhair do bheatha a ttir go sáimhdheach a bhfochair do mná ar a mbi grádh agad, ar feadh uile láethe saóghail do dhiomhaóinis, noch tug [Dia] duit faói an ngréin uile láethe do dhiomhaóinis: * óir isi sin do chuid annsa tsáoghalso, agus ann do sháothar do gheibh tú faói an ngréin.

† Caib. 2. 24. & 3. 13. & 5. 18.

10. Gidh bé ni gheabhas do lámh re a dhéanamh, déan é red dhithchioll; óir ni bhfuil obair, nó tionnsgnamh, nó eolus, nó eagna ann sa nuaigh mar a racha tú.

11. Fhill mé, agus do chonnairc mé faói an ngréin, nach don lúath atá an choimhling, nó an cath don neartmhar, nó fós an tarán do na heagnuidhibh, nó fós saidhbhrios do na dáoinibh tuigsionacha, nó fós fabhar do lucht an ghliocais, acht go ttegmhann am agus cinneamhain dóibh uile.

12. † Oir ni fios don duine fós a am féin, do nós na niasg gabhthar a ndroichlíon, agus amhail na heóin gabhthar san paintér: marsin bhíd clann na ndaóine gabhtha a ndroch am, an tan thuiteas sé go hobann orra.

* Seanraite 29. 6.

13. Do chonnairc mé fós an chrionnachtsa faói an ngréin, agus is mór dham í.

14. [Do bhí] cathair bheag, agus beagán daoine inte; agus tháinic rígh mór na haghaidh, agus do shuidh sé na timchioll, agus do chuir sé daingneacha móra súas na haghaidh.

15. Anois do frith inte duine bocht eagnuidhe, agus do thárthaigh sé an chathair le na eagna; gidheadh níor chuimhnigh áonduine an duine bochtsin.

16. † Ann sin a dubhairt misi, is fearr eagna ná neart: thairis sin tarcuisnighthior eagna an duine bhoicht, agus ni héistior a bhriathra.

† Seanrait 21, 22. Caib. 7. 19.

17. Eistior briathra na ndaóine nglic a gciunas, ni sa mó ná comhgháir an té riaghlas a measc amadán.

18. Is fearr crionnas ná airm chogaidh: acht millidh aóinpheacach amháin mórán maitheasa.

---

Caib. 10.

DO bheirid cuile marbha ola an phothecairi drochbaladh do chur amach: marsin do ni beagán leime an té ar a mbi meas gliocais, agus onóra.

2. Bí croidhe an duine ghlic ar a láimh deis, acht bi croidhe a namadáin ar a láimh chlé.

3. A nuair fós siubhlaighios an té bhíos na óinmhid annsa tslighe, caillidh a eagna air, agus a deir sé re gach áon, gurab amadán é.

4. Ma éirghionn spiorad a núachtaráin ad aghaidh, ná fág háit; óir ciunnaighidh umhla cionta móra.

5. Atá olc do chonnairc mé faói an ngréin, amhail seachrán thig ó núachtarán.

6. Cuirthear an leime a nárdnachtar mór, agus suidhid na saidhbhre a náit ísil.

† Seanraite 30. 22.

7. Do chonnairc mé seirbhisigh air eachaibh, agus prionnsadha amhail seirbhisigh ag siubhal ar an ttalamh.

8. An té thochlas poll, tuitfidh sé féin

céim * ann: agus gidh bé bhrisios fál,
† Psal. 7. 15. Seanraite 26. 27. goirteochaidh nathair nimhe é.
9. Gidh bé áthruighios clocha, goir-
téochthar leó é: agus biáidh an té scoil-
tios connadh, a ngúais leis.
10. Má bhíonn an tiarann máol, agus
nach géireochaidh sé an fáobhar, caithfidh
sé tuille neirt do chur leis: acht is
tarbhach a eagna chum treóruighthe.
11. Go deimhin goirteochaidh an nath-
air nimhe gan draoidheacht; agus ní fearr
an fíorchainteach.
12. † Bid briathra béil an duine
† Seanraite 10. 32. & 14. 13. ghlic grásamhuil, acht slugfaidh puisine
a namadáin é féin suas.
13. Is amadánacht tosach briathar
a bhéil, agus is buile urchóideach crioch
a chainte.
14. † Bí an tamadán fós lán do
† Seanraite 15. 2. bhriathruibh: ní féidir duine * creud bhias
* Caib. 3. 22. & 6. 12. ann; agus cia fhéudas innsin creud bhias
na dhiaigh?
15. Tuirsigh sáothar na namadán
gach aon aca fa leith, do bhrígh nach
eól dó dul don chathruigh.
16. * Mairg duit, a thír, a nuair is
* Isa. 3. 4. leanabh do Righ, agus ithid do phrionnsuidhe
biadh ar maidin.
17. Is sona thusa, a thír, a nuair
bhus mac na nuasal do Righ, agus ioth-
uid do phrionnsuidhe ionnam féin, chum
neirt, agus ní chum meisge.
18. Le hiomad leisge tuitidh an
foirgneadh: agus tré díomhaóineas na
lámh silidh an tigh thríd.
19. Do nithear féusta chum sugar-
* Psal. 104. 15. tha, * agus do ní an fíon duine súgach:
agus freagraidh an tairgiod na huile
neithe.
20. * Ná mallaigh an Righ, ní headh
* Exod. 22. 28. ná ólna ann hinntinn, agus ná mallaigh
an saidhbhir ann do sheomra leaptha: óir
iomchóruigh éun a naiéir do ghlór, agus
an ní ar a bhfuil sciatháin innéosuidh
sé an chúis.

CAIB. II.

TEilg háran ar na huisgeadhaibh;
óir do gheabha tú é tar éis
mórain * do láethibh. * Deut. 15. 10. Math. 10. 42. Seanraite 19. 17.
2. Tabhair cuid róinn do
mhóirsheisior, agus mar an ccéadna
dochtar: óir níor fhedair tú creud an
tolc bhias ar an ttalamh.
3. Má bhid na néulla lán dfearthuinn,
folmhuighid iad féin ar an ttalamh: a-
gus má thuitionn an crann budh dheas nó
budh thuáidh; ann sa náit a ttuitfidh an
crann, is ann bhias sé.
4. An té ghaireas don gháoith, ní
shiolchuirfidh sé: agus an té bhféachas ar
do na néulluibh, ní bhainfe sé.
5. Mar nach bhfedair tú creud é
slighe na spioraide, nó cionnus fhásas
na cnámha a mbroinn na mná bhias tor-
rach: marsin nach bhfedann tú oibreacha
Dé, noch do ní na huile ní.
6. Cuir do shíol ar maidin, agus
ná fill do lámh tráthnóna: óir níor
fhedair tú cia bhías buidheach, so ná súd,
nó an mbeidh araon comhmaith ré chéile.
7. Go deimhin is milis an solus, a-
gus is ní solásach do na súilibh an
ghrian dfaicsin.
8. Acht má mhairionn duine iomad bliadh-
an, agus gáirdiughadh ionnta uile; tabhradh
sé dhá aire laethe an dorchadais;
óir budh iomadamhuil iad: is díomhaóineas
a nuile ní dá ttig.
9. Gáirdigh, a dhuine óig, ann hóige,
7 cuireadh do chroidhe súgachas ort a láe-
thibh hóige, agus siubhail a slighthib do
chroidhe, agus a radharc do shúl: acht
bíodh a fhios agad ar son na neitheannso
uile go ttiubhradh Dia chum breitheamhnus
thú.
10. Ar a nadhbharsin dibir dobrón
as do chroidhe, agus cuir uáit olc as
tfeóil: óir is díomhaóineas leanbhuigheacht
agus óige.

## CAIB. 12.



* Sean. 22. 6. Cuimhniġ a nois * do ċruṫaiġ-
ṫeóir a láeṫib hóige, sul
ṫiocfuid na droċláeṫe, nó
ḋruidfid na bliadna riot a
naibeóra tú, ni ḃfuil sólás ar biṫ agam
ionntaḋ.

2, Amhail nac bia an ġrian, nó an
solus, nó an ġelach nó na réulta
dorċaidṫe, nó mad ḃfillid na néulta
tar éis fearṫanna:

3. An sa ló a ccriotnocuid coi-
miméduiġṫe an tiġe, agus a cclaonfuid
na daóine láidre iad féin, agus a
scuirfid na meillteóiriġ, do ḃriġ go
ḃfuilid tearc, agus an drong féuċas
amaċ ann sna fuinneogaib go mbid dor-
ċaidṫe,

4. Agus go ndruidfiġter na doir-
si ann sna sráidib, a nuáir bios fuáim
na meilte íseal, agus go néireoċa
sé súas le guṫ a néin, agus go ttiu-
bartar uile inġena an ċeóil go hísiol;

5. A nuáir fós bias eagla orra ó
ni árd, agus ó ċriṫeagal ann sa tsliġe,
agus bláiṫeoċus an crann almonda, a-
gus go mad húalaċ an dreóllán teas-
buid, agus fáilleoċus an fonn: do ḃriġ
go ttéid an duine go háit a ṡíoġail,
agus go ttéid na cuiṁtuiġ timċioll na
sráideann.

6. Nó sul sgaóilfidtear an córda
airgid, nó ḃrisfiġṫior an bulla óirḋa,
nó bias an meadar briste ag an tto-
bar, nó an rota briste ag an ttiubruid.

7. Ann sin fillfid an luáiṫreaḋ cum na † Gen. 3. 19
criaḋ mar do ḃí sé: agus fillfid an
spioraḋ cum Dé, noċ ṫug úaḋ é.

8. * Diomaóines na ndiomaóineas † Cab. 1. 2
[ar an tseanmóntuiġ]: is diomaóines
a nuile ní.

9. * Agus tuilleam fós do ḃriġ go † 1 Ríogh. 4.
raibh an tseanmóntuiġ glic, do ṁúin sé 32.
eólus do ġnáṫ don pobal; ṫug sé fós
ar maiṫ, agus do spion sé amaċ, a-
gus go ċuir mórán seanfocal a nór-
dugaḋ.

10. Do ṫaraḃ an tseanmóntuiġe bria-
ṫra togṫa d'faġáil amaċ; agus an
ní do scriobaḋ do bí sé díreaċ, bria-
ṫra na fírinne.

11. Atáid briaṫra a neagnuid a-
muil cleaṫa, agus amhuil tairngiḋ ar na
ndaingniuġaḋ ré maiġistrib na noi-
reaċtas, noċ do beirṫior ó aon tréo-
ruiġe amáin.

12. Agus tuilliom, a mic, maille
riú so gab múnadh: ni bhi chrioch
ar iomad leabar do ḋénam, agus is
cuirṫe do nfeóil iomad an staidéir.

13. Cluinmid crioċ na cúise uile:
eagluiġ Dia, agus coiméd a aiṫean-
ṫa: óir sé so iomlán an duine.

14. Oir do ḃéuruiḋ * Dia gaċ uile * Rom. 2. 16
obar cum breiṫeamnuis maille re gaċ uile & 14. 10.
ni secréideach, mas maiṫ, nó mas 2 Cor. 5. 10.
olc é.

# CAINTIC SHOLAIMH.

## CAIB. I.

CAintic na ccainticeadh, noch is lé Solamh.
2. Pógadh sé misi lé
† Caib. 4. 10. pógaibh a béil: * óir is
fearr do ghrádh ná fíon.
3. Do bhrígh dheaghbholaidh hionnmeinte
maithe, is cosmhail hainm ré ola dóirte
amach; uime sin ghráduighid na maighdio-
na thú.
4. † Tarrraing misi, rioithfam ad
† Eoin. 6. 44. dhiaigh; tug an Righ dá sheomraidhibh
mé; biáidh lúathgháire orainn, agus do
dhéanam gáirdeachus ionadsa, agus cui-
mneochum do ghrádh nisa mó ná fíon: is
ionnmhuin leis an bfirén thú.
5. Atáimse dubh, acht [atáim]
sgiamhach, ó a inghena Ierusalem: amhail
páilliuin Cédair, amhail cuirtine Shol-
aimh.
6. Ná féuchaidh orumsa, do bhrígh go
bhfuilim dubh, do chionn gur féuch an ghrian
orum: do bhádar clann mo mháthar feir-
gach riom, do rinnedar coimhédaighe a lubh-
goirt fíneamhna díomsa, [acht] níor
choimhéd mé mfíneamhuin féin.
7. Innis dam, tusa a bhfuil grádh
ag manam, cáit a ninghilteann tú, cá
háit a suáimnighionn tú do thréd san
meadhón laói: óir cred as a mbéinnsi
mar aon dhiompochadh do leattaoibh láim
ré tréadaibh do chompánach.
8. Muna bfeidirse, ó tusa is sgiam-
ca a measg na mban, imthigh romhad amach
lé coiscéimibh an tréda, agus beathaidh
do mheannáin a bfochair páilliun na náodhair-
eadh.
9. Do choimmeas mé thú, a ghrádh, ré
cuideachtain marcach a ccarbadaibh Phá-
rao.
10. Is breághdha do ghruáidhe lé
peirlibh séud, do mhuinél lé slabhradhaibh
óir.
11. Do dhéanamne imle óir dhuit mail-
le lé fulangaibh airgid.
12. An feadh bhias an Righ na shuidhe
ag a bhórd, cuiridh mo spiocnard a bho-
ladh uadha.
13. Is ceanglachán Mirr damsa mo
ghrádh; luighfidh sé ag feadh na hoidhche
idir mo chiochaibh.
14. Atá mo ghrádh damsa amail
tríopall camphir a bfíneamhuin Engedi.
15. Féuch, atá tú sgiamhach, a ghrádh,
féuch, atá tú sciamhach, atáid súile
coluim agad.
16. * Féuch, atá tú breághdha, a ghrádh, † Caib. 4. 1. 5. 12.
agus taitneamhach: atá fós ar leabaidh
glas.
17. Is ceadar gabhla ar ttighe, agus
is do ghiumhas ar ttaobháin.

## CAIB. 2.

IS misi rósa Sháron, agus
lile na ngleann.
2. Mar bhios an lile a
measg na ndosán, is mar sin
bhios mo ghrádhsa a measg na ninghean.
3. Mar bhios a naball a measg
chrann na coilleadh, mar sin bhios mo ghrádh-
sa a measg na mac. Do shuigh mé sios
fa na scáth maille ré dúil móir; agus
do budh milis a thoradh dom charbad

4. Rug sé go tigh na fleidhe mé, agus ba hí a bratach a ghrádh dhamsa.
5. Coṁaim mé ré flagúnaibh, comfurtaigh ré hubhallaibh mé; óir atáim tinn tré ghrádh.
† Caib. 8. 3. 6. * Atá a lámh fám chionn, agus teannaidh a lámh dheas rís mé.
† Caib. 3. 5. & 8. 4. 7. * Aitchighim dhíbh, a inghena Ierusalem, maille ré pocaibh agus ré heiltibh an macháire, gan mo ghrádh do chorrughadh súas nó do mhúsgladh, nó go ttogra sé féin.
8. Guth mo ghráduighe, féuch atá sé ag teacht a léimnigh ar na sléibhtibh, ag tuslógadh ar na cnocaibh.
† Caib. 2. 17. 9. * Is cosmhail mo ghrádh ré poc, no ré cáirrfiadh óg: féuch, seasaigh sé táobh shiar dar mballaine, féuchaidh sé amach as fuinneóig, dá thaisbénadh féin tríd an laitis.
10. Do labhair mo ghrádh, agus a dubhairt sé riom; éirigh súas a ghrádh, mo áon bhreádha, agus tárr liomsa.
11. Oír féuch, do chuaidh an geimhreadh thorruinn, atá a nfearthuinn thoruinn, agus ar nimtheacht.
12. Taisbenaid na blátha as an ttalamh, táinig aimsir ceóil na néun, agus do chlos guth a nfearáin ionar ttír-ne.
13. Cuiridh an crann fíge a fígeadha úra amach, agus na fíneamhna maille ris an ccaóir mbig ag tabhairt boluidh mhaith úatha: éirigh, a ghrádh, mo áon bhreágha, agus tárr uáit.
14. O mo cholum atá a scoiltibh na carrge, a náitibh secréideacha na staighreadha, faicim do ghnúis, cluinim do ghuth; óir is binn do ghuth, agus is breágha do ghnúis.
15. Gabh dhúinn na sionnaigh, na sionnaigh beaga millios na fíneamhna: óir atáid cáora beaga ar an bhfíneamhuin.
‡ Caib. 6. 3. & 7. 10. 16. * Is liomsa mo ghrádh, agus is leis mé: do ní sé inghilt a measg na lileadh.
† Caib. 4. 6 17. * Nó go néirghidh an lá, agus go nimthigh an scáile: fill a ghrádh, agus bí-se * amhail poc, nó mar cháirrfiadh óg, ar sléibhtibh Béter.
† Caib. 8. 14.

## CAIB. 3.

AR sa noidhche ann mo leabaidh diarr mé an té ghráduighios manam; diarr mé, acht ní bhfuaras é.
2. Eireocad a nois, agus racha mé fa gcuáirt na caithreach ann sna sráidibh, agus ann sna slightibh fairsionga iarrfa mé an té ann a bfuil grádh manma: diarrus é, acht ní bhfuair mé é.
3. Fuaradar an lucht faire do bhí timcioll na caithreach mé, ris an dubhairt mé, an bfacabhair an té ann a bfuil grádh manma?
4. Is goirid do chuaidh mé úatha an nuair fuáir mé an té ghráduighios manam: do chongbhuigh mé é, agus níor léig mé dó imtheacht, nó go ttugas go tigh mo mháthar é, agus go seomra na mná do ghabh a mbroinn mé.
5. * Cuirim dfiachaibh oruibh, a inghena Ierusalem, tré pocaibh agus tré eiltibh an macháire, gan mo ghrádh do chorrughadh súas, nó a mhúsgladh, nó go madh toil leis féin. Caib. 2. 7. & 8. 4.
6. † Cia hé so tig as an bhfásach amhail pileuraibh deataighe, deaghbholaidh le Mirr agus le túis, le huile púdar an cheannuighe. Caib. 8. 5.
7. Féuch a leabaidh noch is le Solamh: atáid trí fichid fear cródha na thimcioll do churadhaibh Israel.
8. Atáid cloidhmhte aca uile, eólach a ccogadh: atá a chloidheamh aig gach áonduine ar a shliasaid tré eagla san noidhche.
9. Do rinne an Righ Solamh dhó féin carbad dfiodhbhaidh Lebanon.
10. Do rinne sé a philéirsin dairgiod, a ioctar dór, a folach do phurpuir, a lár ar na pábháil le grádh ar son inghena Ierusalem.
11. Eirghidhe amach, a inghena Sión, agus féuchaidh ar an Righ Solamh go na coróin lear corónuigh a mháthair é a ló a dhála, agus a ló gáirdeachuis a chroidhe.

CAIB.

## Caib. 4.

†Caib. 1.15. & 5.12. FEuċ * atá tú sgiamach, a ġrádh, féuċ atá tú breágha, atáid súile coluim agad, ann do ċiabhuibh: * atá do ġruag amhuil tréud gabhar, noċ do ċitior ó ṡliabh Gilead.

†Caib. 6.5,6.

2. Is cosmhuil ḟiacla ré tréud cáorach, bhearrṫa, a nuas tigid a níos ó na nige: a mbeirionn gaċ áon díob cúpla, agus naċ bi áon ċáora seasg na measg.

3. Is cosmhuil do ṗuisine ré snáithe sgárlóid, agus is deaġmhaiseaċ do ċomhrádh: is cosmhuil do ċamóga ar a ré píosa pomgranáid a stigh ann do ċiabhuibh.

4. Is cosmhuil do ṁuineal ré tor Dháibhi do cumadh suas don narmáil, ann a mbi míle bográin croċta, sgiatha daoine neartmhara uile.

†Caib. 7.3. 5. * Is cosmhuil do dhá ċíċ ré dá poc óga, atá na ccúpla, noċ do ní inghilt a measg na lileadh.

†Caib. 2,17. 6. * No go néirghionn an lá, agus go ttéitid na scáileadha rompa, raċa mise go sléibhtibh an Mhirr, agus go cnoc na tuise.

†Ephs. 27. 7. * Atá tú uile breágha a ġrádh, ni bhfuil cáide ar bith ionnad.

8. Táir liom as Lebanon, a bhainċéile, liomsa as Lebanon: féuċ ó mullach Amána, ó mullach * Shenir, agus

†Deut. 3.9. Hermon, ó uamhuibh na leoman, ó ṡléibhtibh na leopard.

9. Do ġoid tú mo ċroidhe a deirbhṡiur, a bhainċéile; do ġoid tú mo ċroidhe le háon dot ṡúilibh, le háon slabhra dot ṁuineul.

11. Creud é breaġhas do ghrádha, a

†Caib. 5.2. deirbhṡiur, * a bhainċéile; cioḋ a méid is fearr do ġrádh ná fíon, agus boladh hunguinte ná a nuile spiosradh.

11. Silid do ṗuisine, a bhainċéile, amhuil criathar meala: atá mil agus bainne fáoi do ṫeangaidh, agus boladh héaduigh mar boladh Lebanon.

12. Is gáirdín ar na iadhadh mo deirbhṡiur, mo bhainċéile, tobar ar na dúnadh suas, tiobraid ar na seuladh.

13. Is ubhallġort pomgranat do planndaighe, le torthuibh millse, cipirus maille ré spicenard.

14. Spicenard agus cróċ, calamus, agus cinamon maille ris a nuile ċrann tuise, Mirr, agus aloes, maille ris a nuile spiosra togtha.

15. Tobar na ngáirdinidheadh, tobar uisgeadh mbéo, agus srotha ó Lebanon.

16. Músgail, a ġaoṫ ṫuaidh, agus tárrsa a ġáoṫ a neas, séid ar mo ġáirdín, ionnas go sileadh a spiosradh amaċ: tigeadh mo ġrádh ċum a ġáirdín, agus itheadh sé a thoirtha taitneamhaċa.

---

## Caib. 5.

TÁim ar ttecht dom ġáirdín, a deirbhṡiur, a bhainċéile; do ċruinniġ mé mo Mhirr, agus mo spiosradh; a dúaid mé mo ċriathar mela maille ré mo ṁil, dibh mé mfíon lem bainne: ithid, a cáirde, ibhid, ibhid fós go lór, a áos grádha.

2. Codluim aċt músgluidh mo ċroidhe; sé guth mo ġrádhuigh buáilios, [ga rádh] osguil damhsa mo deirbhṡiur, mo ġrádh, mo ċolum, mo neamhṫruáillighṫe: óir atá mo ċeann lionta do ḋrúcht, agus mo ċiabha le braonuibh na hoiḋċe.

3. Do ċuir mé mo ċóta díom, cionnus ċuirfead orum é? dionnail mé mó ċosa, cionnus salċeoċus mé iad.

4. Do ċuir mo ġrádh a lám a steaċ a bpoll an doruis, agus do corruigheadar minnighe ris.

 5. Dei-

5. Deirigh mé suas dosgladh dom ġrádh, agus do siliodar mo láma le Mirr, agus mo ṁéir lé Mirr deġbholtnuiġ ar bacánnaib an ġlais.

6. Dfosgail mé dom ġrádh, acht do sgéduiġ mo ġrádh é féin, agus do imtiġ sé; do ṁaiṁiġ mo ċroidhe a nuáir do labhair sé: diarr mé é, acht ni bfuáir mé é; do ġoir mé air, acht ni tug sé freagra orum.

7. Fuáir an lucht faire do ċuáidh fa gcuáirt na caithreċ mé, do buáileadar mé, do loiteadar mé; rugadar lucht coiṁédta na mballadh folach mo ċinn uáim.

8. Cuirim dúalaċ oruib, a inġena Ierusalem, má ġeibhti mo ġrádh, go ninnisti dó go bfuilimse tinn lé ġrádh.

† Caib. 1. 15. & 4. 1. 9. Cred é tfear ġrádhsa ni as mó ná gradhach oile, ó * tusa is breáġa a measg na mban? cred é tfear ġrádhsa ni sa mó ná ġrádhaċ oile, as a ccuireann tú an cúram sin oruinne?

10. Atá mo ġrádhsa geal agus dearg, an té is fear bratuiġe ar deiċ mile.

11. Atá a ċeann mar a nór is fineulta, atáid a ċiabha casda, agus dub mar an bfiach.

12. Atáid a shúile mar shúilib colum láimh ris na sroṫaib uisge, ar na niġe le bainne, agus ar na suidheadh go ceart.

13. Atáid a ġruaidhe mar leabuiġ spiosradh, mar bláitib deaġbholaiġ: a pusuiġe amhuil lile ag silt mirr deaġbholaiġ.

14. Atáid a láma amhuil fáinniġe óir, ar na ccur ar beirill; atá a bolg amhuil ibori loinnreaċ ar na ḟolach lé Saphiribh.

15. Atáid a ċosa amhuil pileir marmuir ar na suiḋeaḋ ar fulangaib dóir fhinealta; a ġnúis amhuil Lebanon, oirdeirc mar na céadair.

16. Atá a béul ro ṁilis, atá sé fós tríd amaċ gradhaċ: isé so mo ġrádhsa, agus isé so mo ċara, ó a inġena Ierusalem.

## CAIB. 6.

CA háit a ndeachaidh tfear ġrádha, ó tusa a sgiamhċa a measg na mban? cáit ar imtiġ do ġrádh a leattaoibh? ċor go niarrfamaois é maille riot.

2. Do ċuáidh mo ġrádhsa sios dá ġáirdín, go leabuiġ na spiosradh dom ġilt ansna gáirdinib, agus do ċruinniuġadh lile.

3. * Is le mo ġrádh misi, agus is liomsa mo ġrádh: atá sé dá biathadh a measg na lileadh. † Caib. 2. 16. & 7. 10.

4. Atá tú sgiamhaċ ó mo ġrádh, amhail Tirsah, deaġmaiseach amhuil Ierusalem: úathbhasaċ amhuil sluáiġ go mbratacaib.

5. Iompoigh do shúil uáim, óir do sáruigheadar mé: atá do ghruáig amhuil * sreud ghabhar ag teacht ó Ghileád. † Caib. 4. 1.

6. Atáid fiacla amhuil treud cáorach, noċ téid suas ó na niġhe, agá mbeirionn gaċ áon díob cúpla, agus naċ bi áon seasg eatorra.

7. Atáid do ċamoga ara amhuil piosa do pomgranat táobh a stigh dot ċiabhaib.

8. Atá ansin trí fiċid bainríoghan, agus ceithre fiċid leanán: agus maighdiona gan áiream.

9. Mo ċolum, mo neamhṫruaillighṫe, is eon amáin í; isí inghean a mathar í, isí aon toghṫa an ti rug í: do ċoncadar na hinghena í, agus do beannuigheadar í; do mol fós na bainríoghna, agus na leannáin í.

10. Cia hí súd féuċus amaċ mar an maidin, breáġa mar an ngealaiġ, glégeal mar an ngréin, agus amhuil sluagh go mbratacaib.

11. Do ċuáidh mé sios a ngáirdín na ccnó, dféuċuin toraidh an ghleanna, agus dféuċuin an raib a bfinemhuin ag blátughadh, † Caib. 2. 13. & 7. 12.

bláṫuġaḋ, aguſ na pomgranait ag ſceiṫeaḋ amaċ.

12. Sul ṫug mé dom ḟéin, do ċuir m'anam mé ar ċarbadaiḃ mo poibuil toilteanaiġ.

13. Fill, fill, a Shulamiteċ: fill, fill, ċor go bfeuċum ort: cred do ċifiḋe annſa Tſulamitiġ? mar do beiḋiſ cuideaċta dá ſluaġ.

## CAIB. 7.

CRed é ſgéime do ċoſ go mbrógaiḃ, ó a inghean an ṗrionnſa; atáid ailt do láirgeaḋ amhuil ſeuda dobar láim ċeardḋa glic.

2. Iſ coſmhuil himlioċán ré cupán cruinn, ar naċ bí ſeaſbuiġ diġe: iſ coſmhuil do bolg le cárn cruiṫneaċta, ar na ċuaiṫ cuṁġt le liliḃ.

† Caib. 4. 5. 3. * Iſ coſmhuil do dá ċíċ ré dá eilid atá na ccúpla.

4. Atá do ḃráiġe mar ṫor iboiri, do ſúile coſmhuil ré loċánnaiḃ éiſg an Heſbon, láim ré geata Bhat-Rabbim: do ſrón amhuil tor Lebanon, noċ feuċus leaṫ ré Damaſcus.

5. Iſ coſmhuil do ċeann ort ré Carmel: aguſ iſ coſmhuil gruag do ċinn re purpuir: coṁaimtear an Ríġ annſna raċtuiḃ.

6. Cioḋ a breaġḋa, aguſ cred é a glóirṁuire atáoi cum aoibniſ, a ġráḋ?

7. Iſ coſmhuil háirdeaſ ré crann pailme, 7 do ċíċe ré triopaill cáor.

8. A dubairt mé, raċa mé ſuas gus an ccrann pailme, béurad mé greim ar a ġeagaiḃ; fós anois béid do ċíċe mar ṫriopall don ḟíneamhuin, aguſ bolaḋ do ſróna mar uballaiḃ.

9. Aguſ carbad do béil coſmhuil ris an bfion iſ fearr dom ġráḋ, noch ṫéid ſíos go díreaċ, do beir ar na ḋaoinibh bíos na ccodlaḋ labairt.

† Caib. 2. 16. & 6. 3. 10. * Iſ le mo ġráḋ miſi: aguſ atá a ḟonnſan ċugamſa.

11. Tárr uáit, a ġráḋ, déanam amaċ fán macaire; fanſgiom annſna bailtiḃ.

12. Eirġiom go moċ gus 'na fíneamhnaiḃ, feuċam an bfuil an fíneamhuin ag bláṫaḋ, an bfuil an cáor máoṫ ag taiſbeanaḋ, aguſ na pomgranait ag ſceiṫeaḋ amaċ: annſin do bearra miſi mo ġráḋ duit.

13. * Do beirid na mandráca bolaḋ, aguſ ann ar ngeataḋaiḃ atá a nuile ſórt toraiḋ ſólaſaiġ, nuaḋ aguſ ſean, noċ do ṫaiſgiḋ mé fád ċoṁair, a ġráḋ. ‡ Gen. 30.14.

## CAIB. 8.

FStruaġ naċ tuſa mo ḋearbráṫair do ḋiul ċíċe mo ṁáṫar, a nuáir do ġeabhainn amuiġ tú, do póġfainn tú; agus ſin ni ċuirfiḋe a ttarcuiſne mé.

2. Do ṫreoróċainn tú, aguſ do beirinn go tiġ mo ṁáṫar tú, noċ do ṁúinfeaḋ mé; do béurainn ort ól * dfíon mo ſpioſraiḋe do ſúġ mo pomgranat. † Seanraite 9. 2.

3. † Do biaḋ a lám ċlé fám ċeann, aguſ do ṫeannfaḋ a lám ḋeas rís mé. † Caib. 2. 6.

4. † Cuirim dualaċ oruiḃ, a inġeana Ierusalem, gan a ċorruġaḋ ſuas, aguſ gan mo ġráḋ do ḋúſgaḋ nó go maḋ toil leis. * Caib 3. 5. & 2. 7.

5. † Cia hí ſo ṫig a nios ón bfáſaċ ag luiḋe ar a ġráḋ? do ṫóg mé ſuas tú faói a nabaill; annſin tug do ṁáṫair amaċ tú, annſin tug ſi amaċ tú, noċ do rug tú. † Caib. 3. 6.

6. Cuir miſi mar ſéala ar do ċroiḋe, mar ſéala ar do ruġ; óir iſ láidir an gráḋ amhuil an báſ, iſ fioċmar an teud mar a nuaiġ: iſ ſmeróide teineaḋ a ſmeróide ſin, agá mbi laſar ro ḋibfeirgeċ.

7. Ni ḟéadaid mórán uiſgeaḋ an gráḋ do

do ṁúċadh, ní mó ḟéadaid na tuilte a báṫaḋ: dá ttugaḋ duine uile ṁaoin a ṫiġe ar ġráḋ, do díbeagfuiḋe é tríd amaċ.

8. Atá deirbhṡiur beag aguinn, agus ní ḃfuilid cíoċe air biṫ aice: cred do ḋéanam ar son ar ndeirbhṡeaṫar, an lá a laibheorthar air a son?

9. Má bhíonn sí na balla, do ḋéanam pálás airgid uirre: agus má bhíonn sí na dorus, dúnfaiom í le bórdaiḃ céduir.

10. Atáim am balla, agus mo ċíċe cosṁuil ré tóruiḃ: ann sin do ḃí mé iona ṡúilibh mar son do ḟuáir fabhar.

11. Do ḃí gárrḋa fíneaṁna ag Solamh an Baal-hamon, do ṡuiġiḋ sé an gárrḋa fíneaṁna do ċoiṁéduiḃ: do ḃí ar gaċ aon díoḃ ar son a ṫoraiḋ, míle píosa airgid do ṫabhairt leis.

12. Mo ġárrḋa fíneaṁna sa, noċ is liom féin, atá sí ar mo ċoiṁne: ṫusa a Sholaimh [caitfiḋ] tú míle dfagháil, agus an muintir ċoiṁéduas a toradh sin, dá ċéd.

13. Thusa áitreḃus annsna gáirdínib, éisdid na companuiġ red ġuṫ: tabhair orum sa ċluinsion.

14. Déan deiṫnios, a ġráḋ, agus bí cosṁuil re heilit, nó ré fiaḋ óg ar ṡliab na spíosraḋ.

Leabhar

# LEABHAR AN FHAIDH ISAIAH.

## CAIB. I.

FÍS Isaiah mic Amos, noċ
do ċoñairc sé a ttaob
Iúdah agus Ierusalem a
láetib Ussiah, Ioatam,
Ahas, agus Hesechiah, Ríġṫe Iúdah.
† Deut. 32.1. 2. * Cluinid a ḟlaiṫesa, agus ta-
bhair éisdeċt, a ṫaluim: óir do labhair an
Tiġerna, do oil mē agus ṫug mē suas
clañ, agus do cathuigheadar am a-
ġaid.
Ier. 8 7. 3. * Aiṫniġ an daṁ an tē le ar
leis ē, agus an tassal mainséur a
ṁaiġisdir: acht ni aiṫniġioñ Israel,
ni smuainioñ mo ṗobalsa.
4. Ah, a ċineḋ ṗeacach, pobal trom
lē héigceart, síol daóine mighnio-
mhach, clañ atá na millteachaibh;
do thréigeadar an Tiġerna; do
bhrosduigheadar an táon náomh-
tha Israel chum feirge, do imthi-
gheadar rompa ar a ccúl.
5. Cred as a mbuailfidhe sibh
ni sa mó? fillfidhe nisa mó agus
nisa mó; atá an ceañ uile tiñ, a-
gus an croiḋe iomlán lag.
6. O boñ na troiġṫe go nuige an
gceañ, ni bhfuil sláinte ar bith
añ, acht cneadha, agus bruighte,
agus créachda lobhtha: nior dhui-
deadh, agus nior ceangladh súas,
ni mo do bogadh le huinemeint
iad.
* Caib. 5. 5. Deut. 28.51. 7. Atá bur ndúṫaiġ * aonránach:
atáid bur gcaithreaċa ar na losgadh
le teine: millid coimṫiġṫiḋ bur bfe-
rañ ionbur laṫair, ⁊ atá sé na fásaċ ar
na ċlóid lē coimiġṫeċaib.
8. Agus atá ingen Shión ar na
fágbáil amhuil botan a bfíneamhuin,
mar lóistin a ngáirdin chucumer;
mar chathruigh fá mbiath cam-
pa.
9. Acht muna * ḟágbadh Tiġer- † Triabh. 3. 22
na na slógh ro bheagán fuighill a- Rom. 9. 29.
gaiñ; do bheithmis mar * Shodom, ‡ Gen. 19. 24.
agus do beithmis cosmhuil ré Go-
morrah.
10. Éistiġ briaṫar an Tiġerna, a
úaċtaránа Shodoim: tugaidh clúas
do dhligheadh Dē, a dhaoine Gho-
morrah.
11. Cred ē tarba bur niomad * * Sean. 15, 8. & 21. 27.
iodhbarthach dhamsa? do ráidh an Caib. 66 3.
Tighearna: atáim lan dofrálaibh Ier. 6. 20.
loisge reitheadh, agus do ṁeuṫus Amos 5. 21.
beathach biata: agus ni dhuiligim
a bhfuil bulóg, nó úan, nó ġabar bfi-
rioñ.
12. A nuáir ṫiocfuiḋe da bur ttais-
bēanaḋ fēin dom laṫairsi: cia diarr
so as bur láṁuiḃ do shaltairt mo
ċuirte?
13. Ná tugaiḋ ni is mó dofrálaiḃ
díomhaóine libh: is adhfhúathmhair-
eacht damhsa tuis; na gealacha
núaḋa ⁊ na sáboidiġ do ġairm na
noireachtus ni fhēaduim a bhfulang,
is égceart é, eaḋon an coiṁcruiñiu-
ġaḋ solamonta.
14. Dfúaṫuiġ manam bur ngeala-
ċa núaḋa agus bur bfleiḋ cinnte:
is buáidhreḋ daṁ iad: atáim cuirṫe dá
niomcar.
15. Agus a nuáir leṫnuiġṫe bur
láma

†Sean.15.28. Jer.14.12. Mich.3.4. * láma amaċ, foileoċuiḋ mé mo ṡúile
uáiḃ: fós a nuáir do ḋéntaói mórán
urnaiġe, ni éistfiḋ misi: atáid bur
* Caib.59.3. láma lán * dfuil.
16. Ionnluiḋ sib féin, glannuiḋ sib
féin, cuiriḋ uáiḃ olc bur ngniom as
†1 Pead.3.11. mo radarc, * sguiriḋ do ḋénam uile,
17. Foglamuiġ maith do ḋénam,
iarruiġ breitheamhnus, cobhruiġiḋ na
boiċt, breitheamhnuiġiḋ an dilleachta, tag-
raiḋ ar son na baintreabhaiġ.
18. Tigiḋ anois agus dénum réu-
sún re céile, a deir an Tiġearna: má-
tá go bfuilid bur bpeacaiḋe amhuil scáir-
lóid, béid siad coimġeal re sneaċta: má-
tá go bfuilid dearg mar ċrimson, béid
siad amhuil olann.
19. Má bhiti umal urramaċ: ios-
taói maiṫ na dúiṫċe.
20. Acht má diultaói agus má
téiġti a ris a ccogaḋ, muirfiġear leis
an cclaiḋiom sib: óir a duḃairt beul an
Tiġearna é.
21. Cionnus do riñeḋ meirdreaċ don
ċaṫruiġ ċreidmiġ? do bí sí lán do
bhreitheamhnus, do ċomhnuiġeḋ an tioñra-
cus innte; acht a nois na dúnmarbh-
ṫaiġ.
22. Do riñeḋ sal dot airgiod, atá
ṫfion cumaisce le huisce.
23. Atáid do ṗrionnsaḋa cogtaċ,
agus na ccompanaċaiḃ ag gadaiġtiḃ:
is ionmhuin le gaċ uile duine cuma, a-
gus imtigid a ndiáiġ na luáiġeacht:
‖Jer 5.28. Sacah.7.10. * ni breitheamhnuiġid an dilleachta, agus ni
tig cúis na baintreabhaiġ chuca.
24. Uime sin a deir an Tiġearna,
Tiġearna na slóġ, áon cumasach Is-
rael: ah, suáimneochad mé féin óm
easccáirdiḃ, agus diġeolad mé féin ar
mo naimde.
25. Agus fillfiḋ mé mo lám orrṫa,
agus glanfa mé go gléglan do sal-
ċar uáit, agus béruiḋ mé do stán uile
asad.
26. Agus aisiogfe mé do bhrei-
theamain mar an ttós uáir, agus do
ċomhairleacha amhuil ar ttús: na diáiġ
sin goirfiġear diot caṫair a nioñracuis,
an ċaṫair firinneaċ.

27. Fuáiseoltar Sion le brei-
theamhnus, agus an drong filleas lé
firinntaċt.
28. Agus biáiḋ * diotlaiṫriuġaḋ Job.31.3. Psal.1.6. & 5.6. & 73.27. & 92.9. & 104.35.
na sáruiġteach agus na bpeacach a
néinfeaċt, agus an drong tréigios an
Tiġearna sgriosfuiġṫear iad.
29. Oir biáiḋ náire orrṫa fa na
daraiḃ diarradbhar, agus muiġeochṫar
sib fa na gáirdinib do ṫoġabhar.
30. Oir beiti mar darruiġ ar ċríon
a duille, agus mar ġáirdin ag nach
bi uisge.
31. Agus biáiḋ an neartmhar mar
barraċ, agus a obair mar ḋrithlin; agus
dóigfid araon a bfocair a ċéile, agus
ni múċfuiḋ duineach iad.

C A I B. 2.

AN focal do ċonnairc Isaiah mac
Amos a ttaob Iúdah agus
Ierusalem.
† Mich.4.1. 2. * Agus tiucfa a ccríc
aimsire na láetiḃ deiġionaċa; go ndaing-
neoċtar sliaḃ tiġe an Tiġearna a mul-
laiġ na sliab, agus go ttóigfear ós
cionn na ccnoc é, agus ritfid a nuile
ċineḋ ċuige.
3. Agus raċaid mórán do ḋáoiniḃ
7 a deiruid; tigiḋ uáiḃ, agus dénom su-
as go sliaḃ an Tiġearna, go tiġ Dé Iá-
cob, agus muinfiḋ sé dúinn a sliġṫe, 7
siubolam iona ċasánuiḃ: óir is amaċ
as Sion raċus an dliġeḋ, agus fo-
cal an Tiġearna as Ierusalem.
4. Agus breiṫneochuiġ sé a measg
na cciniḋeach, agus aiṫċeorruiḋ mórán
do ḋaoiniḃ: agus buailfid a cclaiḋim-
ṫe na sóc seisrige, agus a ngáeṫe na
speilriḃ: ni tóigfe crioċ claiḋiom suas
a naġaiḋ crioċe: agus ni foglumfuid
cogaḋ ni as mó.
5. O a tiġ Iácob tigiḋ, agus siu-
bhlaigiom a solus an Tiġearna.

6. Uime sin

6. Uimesin do ṫréig tú do ṗobal, tiġ
Iácob do ċioñ go bfuilid siad lionta
[do béusuiḃ] a noirṫir, agus na
lus fáistine cosṁuil ris na Philistine-
ċaib, agus go lionuid do ċloiñ na ccoim-
ṫiġeċ.
7. Atá a ndúiṫċe mar an ccéadna
lán dairgiod agus dór, agus ní bfuil
crioċ ar a nionṁus: atá a ndúiṫċe mar
an ccéadna lán deċaib, agus ní bfuil
crioċ ar a ccarbaduiḃ.
8. Atá a nduiṫċe mar an ccéadna
lán diodaluiḃ: adhruid oibreaċa a
lámh féin, an ní do riñedar a méir
féin.
9. Agus cláonuid an duine suarach
sal sios, agus umluiġ an duine mór
é féin: uimesin ná maiṫ dóib.
10. Eiriġ a steċ don ċarruic, agus
foluiġ tú féin añsa luáiṫreḋ ar e-
gla an Tiġerna, agus ar son ġlóire
a ṁórḋaṡa.
11. Uimleoċṫar féċuin árd an duine,
agus cromfuiġer sios uáill na ndao-
ine: agus sé an Tiġerna amáin áir-
deoċar an lá sin.
† Cap. 5. 15. 12. * Oir biáid lá Thiġerna na
slóġ ar gaċ uile duine dá bfuil uai-
brech árd, agus ar gaċ áon ṫógṫar
súas, agus do bérfuiġṫer sios é;
13. Agus ar uile chédaruiḃ Leba-
non, atá árd agus tógta súas, agus
ar uile dariḃ Básan,
14. Agus ar na huile ṡléibtiḃ ár-
da, agus ar na huile ċnocaiḃ do hár-
duiġeḋ súas,
15. Agus ar gaċ túr árd, agus
ar gaċ áon balla daingean,
16. Agus ar loingeas Tharsis uile,
agus ar a nuile ṗicṫuir taitnemaċ.
17. Agus cláonfuiġer uáill an duine
sios; agus do ísleċar anuáill an duine
ísiol: agus sé an Tiġerna amáin áir-
deoċṫar an lá sin.
18. Agus sgriosfuiḋ sé na hioḋail
trid amaċ.
† Hosea 10. 8. Luc. 23. 30. Apoc. 6. 16. & 9. 6. 19. Agus raċaid siad * a ccúa-
suiḃ na ccarrac, agus a núamuiḃ na
talman ar egla an Tiġerna, agus
ar son ġlóire a ṁórḋacta, a nuair
éireoċus sé do ċrotha ḋ na talṁan
go húaṫbasáċ.
20. Añsa ló sin teilgfiḋ duine a
ioḋuil airgiḋ agus a ioḋail óir, noċ
do riñe dó féin dá nadhraḋ, ċum na
moblaḋ agus ċum na miolṫóg lea-
ṫair:
21. Do ḋul a sgealpuiḃ na gcarrac,
agus a mullaġaiḃ na gcaingeach
ngarb, ar eagla an Tiġerna, agus
ar son ġlóire a ṁórḋaṡa, a nuáir
éireoċus sé do ċroṫaḋ na talṁan go
húaṫbásaċ.
22. Scuiridsi ón duine agá bfuil a
anál iona ṗolláiriḃ: óir cred ionar
cóir mes do beiṫ air?

## CAIB. 3.

ir féuċ, beiriḋ an Tiġerna,
Tiġerna na slóġ, ó Ierusa-
lem agus ó Iúdah an fulang
agus an bata, coṫuġaḋ
iomlán a naráin, agus coṫuġaḋ iom-
lán a nuisge.
2. An duine láidir, agus an fear co-
gaiḋ, an breiṫeaṁ agus an fáiḋ, an
glic, agus an sean,
3. An caiptin caogaid, agus an
duine onórac, an comairleċ, agus an
ceárd foglomṫa, agus an deaġlabar-
ṫaċ.
4. Agus do ḃéara mé * leinib dá † Ecclus. 10.
mbeiṫ na núasaranuiḃ orra, agus ria- 16.
ġlocuid naóidin ós a ccioñ.
5. Agus béid na daoine dá ccráḋ,
gaċ áon ó aroile, agus gaċ aón ó na
ċomarsuin: iomċoruiḋ an leanab é féin go
húaibreċ a naġaiḋ an tsiñsir, agus
an tuirisiol a naġaiḋ a nonóruiġ.
6. A nuáir ḃéaras duine greim ar a
ḃraṫair, do ṫiġ a aṫar, [ga ráḋh] a-
tá éadaċ agadsa, bí ad úaṡarán oruiñe,
agus bioḋ an diṫ finesi fad láim.
7. Añsa ló sin do ḃéara a mioña,
dá ráḋ, ní bia mé am ḟear leigis: óir

ni bfuil biaḋ no éadaċ ann mo ṫiġ; ná déan-
naiḋ uasarán díomsa ar an bpobal.
8. Oir do sgrios aḋ Ierusalem, a-
gus do ṫuit Iúdah, do ċionn go bfuil a
tteanga agus a ngníoma a naġaiḋ an
Tiġearna, dfadóġ fa ṡúilib a ġlóire.
9. Do ni taisbeanaḋ a ngnúise fia-
ġnuise na naġaiḋ, agus foillsiġid a
† Gen. 13. 13. & 18. 21. & 19. 5. bpeacaḋ amhuil * Sodom, ni ḟolċuid
siad é: a mairg dá nanam, óir do ċuḃ-
tiġeadar olc riu féin.
10. Abraiḋ ris an bfiréun, go
mbeiṫ ior go maiṫ aige: óir iosfaid
siad toraḋ a ngníom.
11. A ṁairg don ċiontaċ: óir is
olc beiṫior aigesion; óir do bérṫar
luaċ saoṫair a lám féin dó.
12. Ar son mo ṗobailsi, is leinib
do ni leatṫrom orra, agus mná riaġlui-
ġios ós a ccionn: ó mo ṗobal, cuirid an
drong ṫreóruiġios tú, dfiaċaib ort
seaċrán, agus millid sliġe do ċasán.
13. Seasaiḋ an Tiġearna suas do
ṫagra, agus seasaiḋ do breaṫnuġaḋ an
ṗobail.
14. Raċaiḋ an Tiġearna ċum brei-
ṫeamnuis re sinsioruib a ṗobail, agus
ré na bprionnsaiḋuib: óir a dúabair
suas a nfíneamhuin, agus atá éadáil na
mboċt ann bur ttiġṫib.
15. Cred é bur cciall as a mbruġ-
tiġe mó daoine na bpiosuib, agus as
a meiltiġe aiġṫe na mboċt? ar sa
Tiġearna Dia na slóġ?
16. Tuilleam oile, a deir an Ti-
ġearna; do ċionn go bfuilid inġeana Sion
uallaċ, agus go siubluiġid lé muineluib
sínte amaċ, agus le súilib mionáireaċ,
ag imṫeaċt agus ag gearradh mar imṫi-
ġid, agus ag déanam fuáime le na cco-
suib;
17. Uimesin buáilfiḋ an Tiġearna lé
ceanna mullaċ ceann inġen Sion, agus
léigfidh Dia a mballa foilsighthe
leis.
18. Ansa lá sin béarfaidh an Ti-
gheanna as breáġachd a cculadh
bhfuáimneach, agus a noibreaċa lion-
ruiḋ, a néudaiġe cruinne cosmhuil ris an
ngéaluiḃ,
19. Na slabraiḋe, agus na bráis-
léid, agus na muifléid,
20. Na buinéid, agus coisbeart na
ccos, agus na cinnbeirte, agus na
taibléid, agus na cluasfáinnide,
21. Na fáinnide agus seóid na
srón,
22. Na culaiḋeaċa malairteaċa éaduiġ,
na fallaingeaċa, agus na failéid a-
gus na sparáin,
23. Na sgaṫáin agus an línéadaċ
finealta, agus na húduiġe, agus na
foluiḋe.
24. Agus tiucfa a ccríċ, ar son
an bolaiḋ ṁaiṫ go mbia bréntas; agus
a náit an ċreasa, go mbia réubaḋ; a-
gus a náit na gruáige cóirighthe,
maóile: agus a náit a nuchtaiġ,
crioslugaḋ saiċéaduiġ: agus los-
gaḋ a náit na sgéime.
26. Tuitfid do daóine leis an ccloi-
ḋeam, agus do neartṁar ansa ċogaḋ.
27. Agus caóinfid agus guilfid
a geataḋa, agus ar mbeith di folam
suiḋfid si ar an ttalam.

---

CAIB. 4.

AGus ansa ló sin gréamoċuid
móirseisior ban dfearfear a-
ṁáin, ga ráḋ: Iósam ar
narán féin, agus caiṫfeam
ar néadach féin: amháin
goirṫear aḋ ainmsi sinn, do ċur scannla
dinn.
2. Ansa ló sin biáiḋ beangán an Ti-
ġearna sgiamaċ glórmar, agus biaiḋ
toraḋ na talman oirdeirc agus cu-
baiḋ don ṁéid raċus as do Israel.
3. Agus tiucfa a ccríċ, an té
fuigfiġear a Sion, agus an té fan-
fas ann Ierusalem, go ngoirfiġear
náomṫa de, eadon gaċ neaċ atá scriob-
ṫa a measg na mbéo ann Ierusalem.
4. An tan nigfios an Tiġearna
truáilleaḋ inġen Sion, agus glanfas
fuil

fuil Ierusalem as a lár, le spioraid
an bhreitheamhnuis agus le spioraid an
loisgte.
5. Agus cruthoċuiġ an Tiġearna ar
gaċ áonáit ċomhnuiġe do Shion, agus
ar a hoireaċtuisiḃ, néull agus céo san
ló, agus loinnreaḋ teineaḋ lasamhla san
noiḋċe: * óir biaiḋ cumdaċ ar an *Exod. 13. 21.
nglóir uile.
6. Agus biáiḋ tabernacuil ann mar
sgáile ón teas a naimsir an láe, agus
mar áit didin agus mar ḟolaċ ón
stoirm agus ó nfearthuinn.

## CAIB. 5.

Anfad a nois dom ḟionġrá-
ḋaċ caintic mo ġráḋ a ttao-
oḃ a ḟíneamhna: atá * fíne- †Jer. 12. 2.
amhuin ag mo ġráḋ a ccnoc Matt. 21. 33.
ro ṫoirtheaċ. Marc. 12. 1. Luc. 20. 9.
2. Agus do ċumdaiġ sé í, agus
do ċruinniġ sé na cloċa aiste amaċ,
agus do ṗlanduiġ sé í le toġa na fí-
neamhna, agus do rinne tor iona lár, a-
gus mar an ccéadna do rinne umar bruiġ-
the fíona innte: agus do bí súil aige
go ttiubhraḋ sí cáora úaiṫe, agus ṫug
sí uáiṫ cáora fiaḋáin.
3. Agus anois, a áitreaḃṫaċa Ie-
rusalem agus a ḋaoine Iúdah, guiḋim
sibh, déanaiḋ breiṫeamhnus eadrum féin a-
gus mfíneamhuin.
4. Créd dob ḟhéidir do dhéa-
namh ni as mó rem ḟhíneamhuin, ná
mar do rinne mé? air a nadhbhar
sin a nuáir do shaóil mé go ttiu-
bhraḋ sí cáora, creud fá ttug sí cáo-
ra fiaḋáin uáiṫe?
5. Agus anois, inneosa mé duit
cioḋ do dhéan rem ḟhíneamhuin: bain-
fidh mé a fál uáiṫe, agus iostar sú-
as í, agus brisfe mé sios a balla, a-
gus sailteortar uirre.
6. Agus do déana mé fásach dhí:
ni déiseoċtar agus ni rómartar í;
aċt fásfuiḋ a nios drise agus do-
sáin: agus fós fuáigeora mé do na
néulluiḃ go naċ bfearfuiḋ fearthuinn uirre.
7. Oir isé tig Israel fíneamhuin Thi-
ġearna na slóġ, ⁊ fir Iúdah a ṗlanda
glórmar: agus do bi a súil ré brei-
ṫeamhnus, as féuċ an leattrom; re hionn-
racus, as féuċ an ċomhghair.
8. A maing don druing ċeanglas * *Mich. 2. 2.
tiġ do ṫiġ, agus ċuirios macaire a
ccionn maċaire, go naċ bi áit, chor
go suiġeoċtaoi ar leithiad a lár na
talman.
9. Ann mo ċluasuiḃ a dubhairt Ti-
ġearna na slóġ, go firinnioċ béid
mórán tiġṫeaḋ na bfásach, [tighthe]
móra agus breágha gan áitreabhaċ.
10. Fós do bhéaruid deich nacra
fíneamhna áoinmhiosúr amháin: agus síol
homer do bhéara sé epah úaḋ.
11. A mairg don luċt éirġios go
moċ ar maidin, chor go leanfaidis ar * †Sean. 23. 29.
ḋiġ láidir, noċ ḟanus go hoiḋċe: nó go 30.
lasann an fíon a sṫiġ iad.
12. Agus a mbi an ċláirseaċ agus
an biól agus an tiompán, agus an píob
agus an fíon ar a bféusduiḃ: as ni
measuid oibreaċa an Tiġearna, agus ni
ḟaicid oibriuġaḋ a lámh.
13. Uimesin do ċúadar mo ḋaoine a
mbruid: do ċionn naċ bfuil éolus ar biṫ
aca: agus do ċúadar a ndaoine ono-
raċa do ġorta, agus a sluaġ ar tti-
rmuġaḋ lé tart.
14. Uime sin do ḟairsingiḋ ifrionn é
féin, agus dfosgail a béul go romór:
agus raċaiḋ a nglóirsion agus a nio-
madamhlus, agus a nainmheas agus an
té lúaṫġáirios, sios ann.
15. * Agus bhéartar an duine uiri- *Isai. 2. 11.
siol sios: agus isleoċtar an duine & 11. 17.
cumasaċ, agus uimhleoċtar súile an
duine áirdintinniġ.
16. Aċt áirdeoċtar Tiġearna na
slóġ a mbreiṫeamhnus, agus Dia atá
naomhṫa, naomhṫoċtar é a bhfíréantaċt.
17. Annsin déanuid na huain inġilt
do réir a ccleaċtaiḋ: agus iosuid coim-
ṫiġiḋ áite fásuiġ na náon meiṫ.

18. A ṁairg don druing ṫair-
ngios an téigceart le córduib an dío-
ṁaóinios, agus an peacaḋ mar do biaṫ
le rópuib cartaċ:
19. Noċ a deir, déanaḋ sé deiṫni-
os, agus luaṫuiġeaḋ ar a obair, ċor
go bfaicfeam: agus tairngeaḋ coṁ-
airle aoin naoṁṫa Israel a ccoṁfogus,
ċor go mbia a ḟios aguinn.
20. A ṁairg don druing ġoireas
don nolc maiṫ, agus don ṁaiṫ olc, a-
gus ċuirios dorċadas ar son soluis,
agus solus ar son dorċadais, agus
ċuirios searbus ar son millsi, agus
millse ar son searbuis.
Sean. 3.7. Rom. 12.16. 21. A ṁairg don luċt bios * glic
iona súilib féin; agus críonna iona ra-
darc féin.
22. A ṁairg don ṁuintir bios acfuinn-
eaċ ar ól fiona, agus do na daóinibh
neartṁara ar ohich láidir do ċumasg:
† Sean. 17.15. 23. * Noċ ḟúagras an ciontach
ceart ar ceannaċ, agus beirios ionracus
a nfírein úaḋ.
24. Uime sin mar loisgios an teine
an connlaċ, agus mar loisgios an la-
sair an cáiṫleaċ: mar sin bias a bfréum
mar lobaḋ: agus raċaid a mbláṫa sú-
as amhuil luaiṫreaḋ: do ċionn gur teil-
giodar úaṫa dliġeaḋ Thiġearna na slóġ,
agus gur ṫarcuisniġeadar briaṫar
aóin náoṁṫa Israel.
25. Uimesin atá fearg an Tiġearna
ar naġnaḋ a naġaiḋ a ṗobail, agus
do ṡín sé a láṁ amaċ na naġaiḋ, agus
do buail sé iad: agus do ċrioṫnuiġea-
dar na cnuic, agus do bí a cconabluí-
ḋe réubṫa annsna sráidib: * ar a son
so uile níor iompoiġ sé a ḟearg díob,
aċt atá a láṁ sínte amaċ a ccomh-
nuiḋe.
• Caib. 9. 11. 10. 21. 10. 4.
26. Agus tóigfiḋ sé bratać súas
do na cineaḋaċaib a nimċian, agus do
déana fedalaċ orra ó bruaċ an doṁuin;
agus féuċ, tiucfuiḋ maille re deiṫ-
nios go tapuiḋ.
27. Ni bia áonduine coirṫe, agus
ni bfuiġe éunduine tuisleaḋ na measg,
ni ṫáimnéullfuiḋ, agus ni ċoideoluiḋ
sé: ni mó sgaóilfiġear crios a ṡliasaḋ,
agus ni brisfiġear iallaċ a bróg.
28. Noċ ar géur a ṡoiġde, agus a
ḃoġaiḋ uile tairngṫe: sáoilfiġear buinn
a eaċ uile do beiṫ na ccruáiḋċloiċ, a-
gus a roiṫléain amhuil gaóṫ ġuáir-
deáin:
29. Biaḋ a núallġul amhuil leoman,
nuallfuiḋ sé amhuil leoṁanuib óga:
núallfuiḋ fós agus greamocuiḋ ar an
ccreiċ, agus béaruiḋ leis slán é, agus
ni ṡáorfuiḋ aóinneaċ é.
30. Agus annsa lósin congáirfiḋ
na aġaiḋ amhuil confaḋ na fairge: agus
má ḟéucann aon ar an ttír, féuċ dor-
ċadas agus dóbrón, agus dorċuiġ-
ṫear a solus sin annsna neaṁuib.

CAIB. 6.


Nnsa bliaḋain a bfuáir Riġ
Ussiah bás, do * ċonairc † Eoin. 12.41.
mé an Tiġearna na ṡuiḋe a
ccaṫaóir ríoġa go hárd,
agus ar na ṫógbáil súas,
agus do líonadar a luis leanaṁna an
teampall.
2. Os a ċionn ṡúas do ṡeasadar na
serapinniġ: do bí sé sgiaṫáin ar gaċ
aon díob: le cúpla dfoluiġ sé a aġaiḋ,
agus lé cúpla dfoluiġ sé a ċosa, a-
gus lé cúpla do eitil sé.
3. Agus do ġoir aon ar oile, agus
a dubradar: * is náoṁṫa, náoṁṫa, † Taisb. 4. 8.
náoṁṫa, Tiġearna na slóġ; atá an
talaṁ uile lionta da ġlóir;
4. Agus do ċorruiġeadar ursanna
an doruis le guṫ an té do labair, agus
do lionaḋ an tiġ lé deaṫuiġ.
5. Annsin a dubairt misi, a ṁairg dam-
sa, óir atáim millte: do ċionn gur
do béul neaṁġlan mé, agus go náiṫreaḃ-
uim a measg daóine béul neaṁġlan: óir
do

do ċonċadar mo ṡúile an Ríġ, Tiġer-
na na ſloġ.
6. Anſin do eitil aon do na ſera-
phimib ċugam, agus smeróid dhearg
iona láim, noċ do ġeabh ſé leis a niol-
ġaib don naltóir.
7. Agus do ċuir ſé air mo ḃéulſa é,
agus a dubhairt, feuċ do ḃeanſo red
†Gen. 1.26. ṗuſinib, agus rugaḋ héigceart uáit,
agus do glanaḋ do ṗeacaḋ.
8. Mar an ccéadna do ċúalaiḋ mé
guth an Tiġerna, ġa ráḋ, cia ċuir-
†Math. 13.14. feas mé [uaim] * agus cia raċus ḋ ar
Marc. 4.12. son? anſin a dubhairt miſi, atáimſe
Luc. 8.10. anſo, cuir miſi uáit.
Eoin. 12.40. 9. Agus a dubhairt ſeiſion, éiriġ
Gniomh. 28.26. agus innis don poballa: * éisdiġ go
Romh. 11.8. deimhin, as ná tuigiḋ; agus faiciḋ go
deaḃta, aċt ná mothuigiḋ.
10. Dorċa croiḋe na ndaoineſi
meit, agus dorċa a ccluasa trom,
agus druid a ſúile; deagla go ſeaca-
ḟidis le na ſúilib, agus go ccluinfidis
le na ccluasaib, agus go ttuigfidis
le na ccroiḋe, agus go bḟillfidis, a-
gus go mbéidis ſlán.
11. Anſin a dubhairt miſi, a
Thighearna, ga fad? agus do
fhreagair ſeiſion, nó go bhfásuiġ-
tear na caithreacha gan áitrea-
bhach, agus go mbia an talamh trid
amaċ na fásaċ.
12. Agus go náthruiġ an Tiġerna
daóine a nimchian, agus go mbia
tréiġen mór a lár na criċe.
13. Gidheadh biáidh deachmhaḋ
ann, agus fillfidh agus ioſtar é;
mar budh crann teile agus dar-
aigh, a mbia a mbrigh ionta, a nu-
air theilgid a nduille; marſin an
ſiol náomhtha bhus ſubſtaint dó
ſin.

## CAIB. 7.



AGus tárla a laeṫib * A- † 2 Righ. 16.5.
haz mic Iótam, mic Uz-
ziah, Ríġ Iúdah, go ndeá-
chuiġ Rezin Ríġ na Si-
ria, agus Pecah mac Remaliah Ríġ
Israel leis re Hierusalem do ċogaḋ na
haġaiḋ, agus níor ḟéadadar buadhu-
ġaḋ uirre.
2. Agus do hinnſeaḋ sin do tiġ
Dháibi ġa ráḋ, atá Siria ceangailte
re Hephraim. Agus do corruiġeaḋ a
ċroiḋe, agus croiḋe a pobail, mar ċorru-
iġtear crainn na coilleaḋ leis an ngaóith.
3. Anſin a dubairt an Tiġerna
re Hiſaiah, éiriġ amaċ do teagmháil
re Ahaz, tú féin agus Seur-iaſub do
mac, ag ceann * tiubruide an locáin † 2 Riogh. 18.17.
uaċtaruiġ, a ſliġe móir machaire a nú-
caire.
4. Agus abair ris, haire ort,
agus bi ſuaimneach; ná bioḋ eagla
ort, agus ná bi lagċroiḋeaċ, ar ſon
dá earball an dá aitinne deataiġ, ar
ſon feirge Rezin maille re Siria agus
mac Remaliah.
5. Do ḃrí gur ġab Siria, Ephra-
im, agus Remaliah droċcomhairle ad a-
ġaiḋ, ġa ráḋ,
6. Dénam ſuas a naġaiḋ Iúdah,
agus buaiḋriom iad, agus dénam
briſeaḋ inte dúinn, agus ſuiġiom Ríġ
iona lár, mac Tabel.
7. Is mar so a deir an Tiġerna
Dia, ni seaſa sé: ni mó tiucfas sé a
ccriċ.
8. Oir is é Damascus ceann na Si-
ria, ⁊ ceann Dhamascus Rezin: agus
taób a stiġ do tri fiċċid agus do
cúiġ bliaḋna, briſfighear Ephraim,
cor naċ bia pobal ann.
9. Agus Samária ceann Ephraim,
agus ceann Shamária mac Remaliah:
muna ccreidti, go deimin ni daingneoċ-
tar ſib.
10. Tuilleamh eile, do labair an Ti-
ġerna

ġheanna re Hahas, gha ráḋh:

11. Iárr comarṫa ar do Ṫiġerna Ḋia, iarr é an sa doimne síos, nó ann sa náirde suas.

12. Acht a dubhairt Ahas, ni iarr-fad, agus ni ċuirfiod caṫuġaḋh ar an tTiġerna.

13. Agus a dubhairt seision: éis-tiġ anois, ó ṫiġ Ḋháibi, an beag a-gaibsi daóine do ċur, as an ccuirfe sib mo Ḋhia mar an ccéadna?

14. Uimesin do bhéara an Tiġerna féin comarṫa ḋíb: * féuċaiḋ, toirrċeo-ċar maiġdion, agus béaraiḋ si mac, a-gus goirfiḋ Immanuel dainm ḋe.

15. Im agus mil iossuiḋ sé, ċor go maḋ fios dó olc do ṡéaċna, agus maiṫ do ṫoġa.

16. Oir sul bias a ḟios ag an lea-nam olc do ḋiultaḋ, agus maiṫ do ṫo-ġa; an fearann fúaṫuiġios sibsi, tréig-figher ó na dá Riġ é.

17. Do bhéara an Tiġerna orrtsa, a-gus ar do ḋaóinib, agus ar ṫiġ hait-reaḋ, láeṫe naċ dtáinic fós, ón ló far ḟág Ephraim Iúdah, tre Riġ na Has-siria.

18. Agus tiucfa a ccríċ san ló sin, go sméidfiḋ an Tiġerna ar an mioltóiġ atá ann sa ċuid is faide amaċ daibnib na Hégipte, agus ar an mbeiċ atá a ttír na Hassiria.

19. Agus tiucfuid siad, agus coiṁneoċuid uile ann sna gleantaib uáig-neaċa, agus a bpollaib na ccarrag, a-gus ar a nuile ḋosán, agus ar a nuile ċraóib.

20. Ann sa ló céadna sin bearrfuiḋ an Tiġerna le scin ar bhearrṫa ṫuarus-dail, ón ṫáob ṫall dabhann, le Riġ na Hassiria, an ceann agus fionnaḋ na ccos; agus lomfuiḋ a nfésóg mar an ccéadna.

21. Agus tiucfa a ccríċ ann sa ló sin, go noilfiḋ duine mart óg, ⁊ ḋhá ċaóiriġ:

22. Agus tiucfa a ccríċ ar lui-ṁead an baiṁne do bhéarruid siad go nio-sa seision im: óir iosa gaċ aonduine dá bhfuiġfiġer ann sa dúṫaiġ im ⁊ mil.

23. Agus tiucfa a ccríċ ann sa ló sin, gach uile áit a rabadar mile fin-eamhuin ar mile [píos a airgid, go mbia sé mar ḋrisóig, agus mar ḋosán.

24. Le soiġdib, agus le boġaibh tiucfaid daóine ann sin: do chionn go ttiucfaiḋ an dúṫċe uile ċum dreasa a-gus ċum dosán.

25. Agus ar a nuile chnoc rómar-ṫar le láiġe, ni ṫiucfa ann sin eagla dreas no dosán: * acht bia mar áit a ccuirfiġear daiṁ amach, agus a sail-teoruiġ mionáirnéis.

# CAIB. 8.

Uilleam oile a dubhairt an Ti-ġerna riomsa: glac ċu-gad rolla mór, agus scríob ann le peann duine: ag deifriuġaḋ na héadála, do brostuiġ sé an ċreaċ.

2. Agus do ġlac mé chugam fiaḋ-nuisiġ firinneacha do chuimniughaḋ, U-riah an sagart, agus Sechariah mac Iebereechiah.

3. Agus do chuáiḋ mé gus an mban-ḟáiḋ, agus do toirrcheaḋ í, agus rug si mac; ann sin a dubhairt an Tiġerna riomsa, tabhair dainm air, re deifriuġaḋ na héadála do brostuiġ sé an ċreaċ.

4. Oir sul bias éolus ag an leanabh gairm, máṫair agus mo ṁaṫair, béarṫar saiḋbrios Ḋhamascus agus éadáil Shamária ar siubal roime Righ na Hassiria.

5. Do labhair an Tiġerna riomsa a ris mar an ccéadna, ḋa ráḋ,

6. Do bríġ gur ḋhiultadar na daóinesi uisgeaḋa Shiloah ġluaisios go socair, go ngáirdiġid ann Resin, a-gus ann a mac Remaliah:

7. Anois uime sin féuch, do beir Ḋia suas orrtha uisgeaḋa na habhann a, láidir agus iomadamhuil: eadhon Righ na Has-siria, agus a ġlóir uile: agus tiuc-fa a nios tar a ngrinnealuibh uile,

tuileocha

† Math.1.23. Luc. 1. 31.

† 2 Riogh. 19. 35.

* Caib.5.6.

tuileocha sé tar na bruachaibh.
8. Agus racaiḋ sé trid Iúdah,
tuileoċaiḋ sé agus racaiḋ tairis,
roiċfiḋ sé go nuige an muineul, agus
lionfuiḋ leaṫnuġaḋ a sciaṫán amach
leiṫeaḋ do ḋúṫaiġsi, ó Immanuel.
9. Cruinniġiḋ siḃ féin, a pobal, a-
gus brisfiġṫear siḃ a mbloiḋiḃ; agus
tugaiḋ éisteaċt, sibse uile as crio-
ċaiḃ imċiana: crioslaiġiḋ siḃ féin,
brisfiġṫear a mbloiḋiḃ siḃ: crioslaiġiḋ
siḃ féin, agus brisfiġṫear siḃ a bpi-
osuiḃ.
10. Gabuiḋ comhairle re ċéile, agus
ni bia brigh ann: abraiḋ an focal, a-
gus ni seasfuiḋ sé: óir atá Dia
linne.
11. Oir do labair an Tiġearna mar-
so riomsa lé láim láidir, agus do
ṫeagaisg mé gan siubal a sliġe an
pobailsi, ag ráḋ;
12. Na habraiḋsi osaḋ re gach
a naibeoruiḋ an pobalso osaḋ; agus
ná bioḋ eagla a neaglasan orruiḃsi, agus
ná biṫi uamnach.
13. Naomhuiḋ Tiġearna na slóġ
féin, agus biṫ bur neagla annsan, agus
go maḋ hé sin bur nimeagla.
14. Agus biaiḋ seision mar sanc-
*Caib. 28. 16. Luc. 2. 34 Rom. 9. 33 1 Pead. 2. 8. Math. 21. 44. Luc. 20. 18. tóra: aċt mar * ċloiċ tuislig, agus
mar ċarraig oilbéime do ḋá tigh
Israel, mar painteur, agus mar lion
do ḋúṫċusuiḃ Ierusalem.
15. Agus oilbéimfiḋ mórán na
measg, agus tuitfiḋ, agus béiḋ bris-
te, agus béiḋ gabṫa, agus béiḋ a
láim.
16. Ceangail suas a nfiaḋnuise,
seuluiḋ an oliġeaḋ a measg mo ḋeis-
ciobal.
17. Agus feiṫfiḋ misi ar an Tti-
ġearna noċ folċus a ġnuis ar tig Iá-
† Ebr. 2. 13. cob, agus biaiḋ suil agam ris.
18. * Feuch, misi agus an ċlann
tug Dia dam atámaoid mar coṁar-
ṫaiḃ, agus mar iongantaiḃ an Isra-
el; ó Thiġearna na slóġ, noċ áitre-
ḃus a sliaḃ Sion.
19. Agus a nuair a deruid siad
riḃsi: iarruiḋ ar an muintir agá mbiḋ
spiorad muinteardha, agus ar fáis-
tineaċaiḃ piobas, agus ċannanus: naċ
ar ċóir do ḋaóiniḃ iarruiḋ ar a Ndia
féin? na mbeo ar son na mbéo?
20. * Chum an oliġe, agus ċum na † Luc. 16. 19.
fiaḋnuise: muna labruiḋ siad do réir
a nfocailsi, iseaḋ do ċionn naċ bfuil so-
lus ar biṫ ionta.
21. Agus racaiḋ gaċ áon triḋ an
na ccuir ċuige go cruaḋċuiseaċ, agus
ocrac; agus tiucfuiḋ a ccríċ a nuáir
biaś gaċ áon aca ocraċ, feargaċuiḋ
féin, agus mailleocuiḋ a Riġ, agus a
Ndia, agus feuċfuiḋ suas.
22. Agus feuċfuiḋ ċum na talman,
7 feuċ, buáiḋreaḋ, agus doorċadus,
7 doille ġoime; agus tiomáinfiġṫear a
ndorċadus iad.

## CAIB. 9.

Thairis sin ni bia an doille mar
do bi na buáiḋreaḋ, a
nuair an ttús do ġortuiġ
sé go héttrom tír Shebu-
lun, agus fearann Naptali, agus na
diaiġ sin do ġortuiġ ni sa géire í
ar sliġe na fairge, taoḃ tall do Ior-
dan a Ngalilee na ccineaḋach.
2. * An pobal do siubuil a ndor- * Math. 4.
cadus, do ċonncadar solus mór: an 15. Eph. 5.
muintir do ċomnuiḋ a ttír scáile an 14.
báis, orrṫa sin do loinnuiġ an solus.
3. Dfoirlion tú an cineaḋ, agus
nior mhóruiġ tú an gáirdeaċus: lúaṫ-
gáirid siad romad, do réir na lúaṫ-
gáire ansa bfogmar, mar ġáirdiġid
daóine a nuáir roinnid a nedáil.
4. * Oir do bris tú cuing a ualaiġ,
agus bata a ġualann, slat an té do † Breath. 7. 22
rinne leattrom air, amhail a ló Midian. Caib. 10. 26.
5. Oir bi gaċ áonċaṫ an ċogṫuiġ
maille re torman cumaisgṫe, agus re
héduiġiḃ fillte a bfuil: aċt biaiḋ so
maille le losgaḋ, agus connaḋ, agus
teine.
6. Oir do rugaḋh leanab dúinne,
tugaḋ

* tugadh mac dhúinn, agus biaidh an riagh-
* Eoin, 3. 16. ladh ar a ghualainn, agus goirfighear a
ainm an tiongantach, an comhairleach, an Dia
cumhachtach, an tathair siorruidhe, prionnsa
na siothchána.
7. Ni bia crioch ar bhisech a riaghlaidh-
† Luc. 1. 32, 33. te, agus a siothchana, * ar chathaoir
Dháibhi agus ar a rioghachd, da hórdughadh
agus dá seasamh le breitheamhnus, agus
lé ceart, ó so amach go brát: teas-
‡ 2 Riogh. 19. 31. Caib. 37. 32. gradh Thighearna na * slógh coimhlíonfas
so.
8. Do chuir an Tighearna focal ar
Iácob, agus do thuirling sé ar Is-
rael.
9. Agus aitheonaidh an pobal uile,
eadhon Ephraim, agus dúthchusaidh Sha-
mária, noch a deir a núabhar, agus a
meanma chroidhe,
10. Do thuiteadar na bricedha sios,
acht cuirfeimne súas lé clochuibh snoigh-
te: do gearradh na siocamhuir sios, acht
áthróchuimne iad a Cédair.
11. Uime sin cuirfidh an Tighearna
naimhde Resin súas na a aghaidh, a-
gus ceanglaidh a naimhde re chéile.
12. Na Siriannuigh ar a ttosach,
agus na Philistinigh ar a ndeireadh;
agus slugfaid Israel le béul foscuil-
te: ar a son so uile níor filleadh a
† Caib. 5. 25. & 20. 4. fhearg: * acht atá a lámh sínte amach
a ccomhnuidhe.
13. Oir ni filleann an pobal chum an
té buáileas iad: ni mó iarruid siad
Tighearna na slógh.
14. Uime sin gearrfaidh an Tighearna
ó Israel idir cheann agus earball,
an beangán agus luachair a naonló.
15. Isé an sinnsior agus an tonó-
rach an ceann, agus an fáidh mhuineas
bréuga, an tearball.
16. Oir treóruigheóiridh an po-
bailsi do bheir orra seachrán, agus an
drung treóruighthear léo atáid dioth-
laithte.
17. Uime sin ni gháirdeochuidh an Ti-
ghearna iona nóganachaibh, agus ni bhia
truáighe da ndilleachduibh, nó da mbain-
treabhachaibh: óir is fuarchráibhtheach gach
aon duine, agus droichghníomhach, agus

labhruidh gach aónbhéul leimhe: ar a son
so uile ni filltear a fhearg ar a hais,
acht atá a lámh sínte amach a ccomh-
nuidhe:
18. Oir loisgidh an tolc mar
theine: loisgfidh na dreasa agus na
dosáin, agus lasfaidh a ttiugh na
bforaoisech, agus éireochuidh súas cos-
mhuil re héirghe súas deataighe.
19. Tre fheirg Thighearna na slógh
dorchuighthear an duthche, agus béid na
daóine mar chonadh na teineadh: ni choi-
geola áonduine a dhearbhráthair.
20. Agus fuaideocha sé as a láimh
deis, agus bia ocrach: agus iosuidh
súas don láimh chlé, agus ni béid sái-
theach: iosuidh gach aonduine feóil a
righe féin.
21. Manasseh Ephraim, agus
Ephraim Manasseh, iad lé chéile a
naghaidh Iúdah: ar a son so uile níor
filleadh a fhearg, acht atá a lámh sínte
amach do ghnáth.

---

## C A I B. 10.



Mhairg don lucht bheartuigh-
ios breitheamhnus éigceart,
agus scriobhas buaidhreadh
dórduigheadar féin:
2. Diompógh na nearbhuidheach ó
breitheamhnus, agus do breithe a cceirt
ó bhochtuibh mo mhuintire, chor go mbéid na
baintreabhacha na ccreich aca, agus go
sladfuid na dilleachdaigh.
3. Agus cread do dhéantaoi a ló na
cúairte, agus an sgrios tiuc-
fas as imchian? cia gus a rachtaoi
ar cabhair? agus cáit a bhfágbhaidhe bhur
nglóir?
4. Am éagmhuis sin cláonfaid sios
faoi na priosúnachaibh, agus tuit-
† Caib. 5. 25. & 9. 12. fid faoi na marbhuibh: * ar a son so
uile ni cláochlaoidhtear a fhearg, as a
lámh sínte amach a ccomhnuidhe.
5. O a Shiriannuigh, slat mfeirge
si,

si, agus an bata iona láimh a si sin mo dhibfeirgsa.

6. Cuirfidh mé é a nagaidh chinidh fuar-chráibhthigh; agus a nagaidh phobail mo dhioghaltais do bhéarа mé dhó cúram a nédáil do ghlacadh, agus an chreach do ghlacadh, agus a saltairt sios amhuil salchar na sráide.

7. Acht chena ni hí sin a inntinn: ni mó smuáineas a chroidhe mar sin; as atá iona chroidhe scrios agus gearradh amach cineadhach nach beagán.

*2 Righ. 18. 34. 33. & 19. 10, &c. 8. † Oir a deir sé, nach bfuilid mo phrionnsoidhe thrid amach na Righthibh?

9. Nach bfuil Calno mar Charchémis? nach bfuil Hamat mar Arphad? nach bfuil Samária mar Dhamascus?

10. Fa mar fuair mo lámhsa rioghachta na niodhal, agus ar sáruigheadar a niomháighe grábháltha iad súd ar Ierusalem, agus a Samária.

11. Mar do rinne misi re Samária, agus re na hiodhalaibh, mar sin nach dtiubhra mé re Ierusalem, agus re na hiodhaluibh?

12. Uime sin tiucfa a ccrich a nuáir chríochnochus an Tighearna a obair iomlán *
*2 Righ. 19. 31. ar shliabh Sion, agus ar Ierusalem, dioghóluidh mé toradh an chroidhe uáibhrigh Righ na Hassiria, agus glóir a radhairc áird.

13. Oir a dubhairt sé, lé neart mo lámh do rinne mé é, agus lé mo ghliocus; óir atáim glic: agus dáthruigh mé teóra na ndaóine, agus do shlad mé a moinmhus, agus do chuir mé sios na dúthchusaigh amhuil duine cróbha.

14. Agus fuáir mo lámh amhuil nead saidhbhrios an phobail: agus mar chruinnighios duine uighe do fágbhadh, do chruinnigh mé an talamh uile, agus ni raibh neach do chorruigh an sciathán, nó dfoscuil an béul, nó do phiobruigh:

15. A ndéanа an túagh sbleadhachus aiste féin a nagaidh an té gheárras lé? nó an mórfuidh an tsábh é féin a nagaidh an té chroitheas é? mar do chroithfeadh an tslat í féin a nagaidh an té thógbhas súas í, nó mar tóigfeadh an bata é féin súas, mar budh nach ar mhaide é.

16. Uime sin cuirfidh an Tighearna, Tighearna na slógh trúaighdhus a measg a dhaóine méithe, agus faói na ghlóir lasfuidh sé losgadh amhail losgadh teineadh.

17. Agus biáidh solus Israel mar theine, agus a áoin náomhtha mar lasair: agus loisgfidh, agus caithfidh a dhreasa, agus a dhosáin a náonló;

18. Agus críochnochuidh glóir a fhoraóise, agus a mhachaire thórthuigh, eidir anam agus chorp: agus biáidh mar fhear bratuighe a nuáir a laguidhear é.

19. Agus an chuid oile do chrannuibh a fhoraóise, budh tearc iad, go sgriobhthadh leanamh iad.

20. Agus tiucfa a ccrich ansa ló sin, an fuighioll bhias do Israel, agus an méid rachus as do thigh Iácob, nach bfanfuid ni is mó air sion, noch do bhuáil iad: as fanfuid ar an tTighearna, áon naomhtha Israel a bfirinne.

21. Fillfidh an fuighioll, eadhon fuighioll Iácob, chum an Dé chumhachtaigh.

22. * Oir bíodh go bfuil do phobal Israel mar ghaineamh na fairge, gidheadh fillfidh a bfuighioll; * an diogbháil ar na fhúagra tuilleochuidh thar lé firéantacht. † Romh. 9. 27. ‡ Caib. 28. 22.

23. Oir do dhéana an Tighearna Dia na slógh, críochnughadh mar do tionnsgnadh a meadhón na tíre uile.

24. Uime sin is mar so a deir an Tighearna Dia na slógh: ó mo phobal chomnuigheas ann Sion, ná biodh eagla na Nassirianach ort: buáilfidh sé tú lé slait, agus tóigfe sé súas a bata ad aghaidh, do réir mhodha na * Hégipte. ‡ Exod. 14.

25. Oir fós a ro bheagán aimsire, agus scuirfidh an dibhfeirg, agus mfeargsa ann a sgriosson.

26. Agus corrochuigh Tighearna na slógh sciursa súas dhó, do réir * áir Mhidian ag an ccarraig O-reb: agus fa mar do bhí a shlat ar an bfairrge, mar sin tóigfios sé súas í do réir mhodha na Hégipte. * Breith. 7. 25. Caib. 9. 4.

27. Agus tiucfa a ccrich anſa ló
ſin, go ttóigfear a ualach dot ghual-
ainn, 7 a chuing dot muinél, 7 briſfidhear
a chuing brigh a ungtaidh.
28. Tháinic ſé go Haiat, do chuáidh
ſé go Migron, a Michmas do chuir ſé
a chárráiſte a náirde.
29. Agus do chúadar anonn tar an
tócar, do tógbadar ſúas a lóiſtin
ann Géba: atá Ramah eaglach, do theith
Gibeah Shauil.
30. Tóg ſúas do ghuth a inghean
Ghallim: tabhair fa deara a chluinſin
go Lais: Anatot bhoicht.
31. Do háthruigheadh Madmenah, do
chruinnigheadar dúthchuſaigh Ghébim iad
féin do teitheamh.
32. Fanfuidh ſé go fóill a Nob an-
ſa ló ſin: croithfidh ſé a lámh a nagh-
aidh ſléibhe inghine Sion, cnoc Ierusalem.
33. Féuch, an Tighearna, Tighear-
na na ſlógh, gearrfuidh ſé an bengán
maille re criothnughadh: agus na
crainn árda a méid gearrfuighear ſios
iad, agus uirisleoctar an tuáibhreach.
34. Agus gearrfaidh ſé ſios tiugh
na bforaóiſeach le hiarann: agus tui-
tfidh Lebanon le neach láidir.

## CAIB. II.

Agus tiucfa ſlat amach as
bun * Ieſſe; agus fás-
fuidh bengán as a fréimh.
2. Agus áiteochuidh ſpio-  † Gníomh. 13. 23.
rad an Tighearna air, ſpiorad na heag-
na, agus na tuigſe, ſpiorad na
comhairle, agus na ccumhachta,
ſpiorad a neóluis, agus eagla an
Tighearna.
3. Agus do dhéna ſé do thuigſin
brioghmhair é a neagla an Tighearna,
agus ní dhéna breitheamhnus do réir
radhairc a ſúl, agus ní aithbeoruigh do
réir éiſteachta a chluas.
4. Acht le firinntas breitheochuidh
ſé na boicht, agus aithbeoruidh ſé le
cothrom ceannſuighthe na talmhan: a-
gus * buáilfidh ſé an talamh le ſlait  * Iob. 4. 9. 2 Theſſ. 2. 8.
a béil, agus le hanáil a phuiſineadh
marbhfaidh ſé na ciontoigh.
5. Agus budh í a nfirinntas crios
a ſliaſad: agus a nfirinne crios a
dubhán.
6. * Coimneochuidh an mac tíre fós  * Caib. 65. 25.
a bfochair an lubáin, agus luighfidh an
leopard ſios ag an meannán: agus
an gamhuin agus an leoman óg, agus
an tellach méith a bfochair a chéile, a-
gus treórochuidh leanabh beag iad.
7. Agus ingheilfidh an mart a-
gus an beithir, luighfid a nóga ſios
a bfochair a chéile, agus iosfuidh an leo-
man an tuighe amhuil damh.
8. Agus biáidh naóidhe na cciche ag
ſúgradh ag poll na haſpa: cuirfidh
leanabh bainighe do chich a lámh ar uáim-
huigh an chocatriſ.
9. Ni dhénaid ſiad gortadh ná milleadh
ann mo ſliabh naómhtha uile: óir biáidh
an talamh lán deoluſ an Tighearna,
mar folchuid na huiſgeadha a nfai-
rge.
10. Agus anſa ló ſin biáidh
fréumh Ieſſe, noch ſheaſſas mar
bhratach don pobal: * is chuige iarr-  † Romh. 15. 10.
fuid na geintidhe, agus biáidh a ſuaimh-
neas glórmhar.
11. Agus tiucfa a ccrich ſan ló
ſin, go ccuirfe an Tighearna a lámh
a ris an dara huáir do tharrtháil
fuighill na ndaóine, noch fuighfighear
ó Aſſiria, agus ó Négipt, agus ó
Phatros, agus ó Chus, agus ó E-
lam, agus ó Shinar, agus ó Hamat,
agus ó oiléanuibh na fairge.
12. Agus cuirfidh ſé bratach ſúas
do na cinedhachaibh, agus cruinneochuidh
ſpruidhar Israel, agus cruinneochuidh
ſé a bfochair a chéile a mbiáidh ſpréidhte
do Iúdah, ó cheithre cornuibh na talmhan.
13. Imeochuidh mar an ccédna mí-
oruntus Ephraim, agus gearrfuighthear
amach naimhde Iúdah: ni fuathochuidh
Ephraim Iúdah, agus ni buáidhirfidh
Iúdah Ephraim.
14. Acht eitilfid ar ghuáillibh na
bhPhiliſtineach don táobh ſiar, millfid
ſiad

siad mṁuintir a noirṫir lé ċéile : lég-
fid siad a lámh ar Edom, agus ar
Mhoab, 7 umhleochaid clann Ammon dóibh.
15. Agus sgriosfaidh an Tigherna
tríd amaċ teanga na fairrge Egiptiġ,
agus croiṫfid sé a lámh ós cionn na ha-
bhanna le neart a spioraide, 7 buailfid
sé é annsna seaċt sroṫaibh, agus do
bhéara ar dhaóinibh dul tirim tair-
rsi.
16. Agus biáidh sliġe mór dfuiġioll
a ṁuintire, noċ fuigfiġear ó Nassi-
ria, mar do bi do Israel ann-
sa ló a ttáinic suas as críċ na *
† Exod. 14. 29. hÉgipte.

# CAIB. 12.

Agus annsa ló sin déarfas tu-
sa: a Thigherna molfa-
sa mé tú: má tá go raibh tú
feargaċ riom, do fillfeadh
ṫfearg uáim, agus do ċom-
furtuiġ tú mé.
2. Féuch, is Día mo ṡlánaiġṫeóir,
bim dóiṫċeusaċ ann, agus ni bia eagla o-
rum: óir is é an Tigherna Iehóbah mo
† Exod. 15. 2 Psal. 118. 14. neart * agus mo ċaintic: sé fós mo
ṡlánuġadh é:
3. Uime sin maille re sólás tarr-
ongṫaoi uisge as toibreaċaib an tslán-
uiġṫe.
4. Agus annsa ló so a déarṫaói, *
* 1 Croin. 16. 8. Psal. 105. 1. molaid an Tigherna, goiriḋ ar a ainm:
foillsiġiḋ a ġníomarṫa a measg an
pobail, déanaiḋ cuimne gur hárduiġeaḋ
a ainm.
5. Canaiḋ don Tigherna, óir do
rinne sé neiṫe oirdearca: atá a ḟios so
ar feaḋ an domhain.
6. Eiġ suas, agus gáir, tusa a
áitreabaċ Sion: óir is mór áon náom-
ṫa Israel ad meaḋón.

# CAIB. 13.

Ualaċ na Babilóine, noch do
chonnairc Isaiah mhac A-
mos.
2. Tógbhaiḋ suas brataċ
ar a tsliab árd: árduiġiḋ an guth
ċuca, croṫaiḋ an lámh, ionnus go ra-
ċaiḋ go ngeataibh na nuasal.
3. Ḋaiṫin mé dom ṁuintir náom-
ṫa, do ġoir mé mar an ccéadna mo
ḋaóine árrasa ar son mfeirge, eadhon
an drong gáirdigheas ann mo ṁór-
ḋaċt.
4. Fuáim mórain annsna sléibtibh
mar do beidis pobal mór: tormán
ceannaigṫeaċ rioġaċt, agus ċineaḋaċ ar
ccruinniuġaḋ a cceann a ċéile: Tigher-
na na slóġ áirmios slúaġ an cha-
ṫa.
5. Tigid as tír imċéin ó ċeoraiḃ
flaiṫeamhnais, eadhon an Tigherna, agus
airm a ḋibfeirge, do milleaḋ na tíre
go hiomlán.
6. Núallaiḋ se, óir atá lá an Ti-
gherna do laṫair: tiucfa mar sgrios
ó nuileċumaċtaċ.
7. Uime sin biáiḋ a nuile lámh lag,
agus leaġfaiḋ croiḋe gaċ áondhuine.
8. Agus biáiḋ eagla orra: geub-
haiḋ pianta, agus doilġius greim ḋiob;
béiḋ a bpéin mar mnaói ag breith:
biáiḋ uaṫbhás aca iona ċéile, béid a
naiġṫe mar lasraċa.
9. Féuch, atá lá an Tigherna ag
teaċt fuilteaċ aráon le dioġaltas a-
gus lé feirg ḋiocair, do ḋéanam na tíre
uáigneaċ: agus léirsgriosfaiḋ sé a
peacaċa san aiste amaċ.
10. Óir ni ṫiubhraid réulta nime,
agus a ccomsoillsi a solus uaṫa: * Ezek. 32. 7.
dorċuiġṫear an * ġrian iona dul amaċ, Joel 2. 31.
agus ni ṫiubhra an ġealaċ ar a so- & 3. 15. Math. 24.
lus delruġadh. 29. Marc.
11. Agus smaiseocha mé an saógal 13. 24. Luk. 21. 25.

ar son a uilc, agus na cionntuigh ar
son a neiṁceirt: agus do ḃéara mé ar
díomus na nuáiḃreaċ scur, agus leagfa
mé go hisiol áirdṁiṅtin na nuaṫḃárac.

12. Do ḋéana mé duine ni sa mór-
luáighe ná ór brighte: gḋon duine ná
sparra órḋa Ophir.

13. Uime sin croiṫfiḋ mé na neaṁa,
agus áṫroċuigh an talaṁ as a áit a
bfeirg Thighearna na slógh, agus a ló
a feirge díṡgir.

14. Agus biáiḋ mar an bfiaḋ tafn-
ighte, agus mar ċaóirigh naċ ttóg-
baṁ áonduine súas: fillfiḋ siad gaċ
áonduine díob ċum a ḋaóine féin, agus
teiṫfiḋ gaċ áon aca dá ḋúṫaigh féin.

15. Gaċ áon dá bfuighṫear, sáiṫ-
fighear triḋ é: agus gaċ áon dá nia-
ḋan riu, tuitfiḋ leis an cclaiḋeaṁ.

† Psal. 137. 9. 16. Brisfighear fós a cclann * na
mblodhuiḃ as coiṁe a súl: creaċfuighear
a ttighṫe agus éigneoċṫar a mná.

17. Féuċ, brosteoċa mé suas na
Midianaigh na naghaiḋ, ag naċ bia suim
a nairgeaḋ, agus ar son óir ni bia dúil
aca ann.

18. Brisfiḋ a mboghaḋa fós a nda-
óine óga na mblodhuiḃ, agus ni bia tru-
aighe aca do ṫoraḋ na mbronn; ni ċoi-
geoluiḋ a súile leiniḃ.

19. Agus an Bhabilóin glóir na
rioghaċt, sciaṁ oirḋeirceas na gCail-
deanaċ, biáiḋ si do nós an tan do sgri-
os Dia * Sodom agus Gomorrah.

*Gen. 19. 24. Jer. 50. 40. 20. Ni haitreoċṫar ċoiḋċe i, agus
ni ċoiṁneoċṫar innte ó ghinealaċ go gine-
alaċ: ni mó suighfios an Tarabianaċ a
ċampa ann sin, agus ni ḋéanaiḋ na háo-
ḋaire a máinreaċa ann.

21. Aċt beaṫuighe állta an dío-
ṫraim luighfid ann, agus béiḋ a ttighṫe
lán do ċreaturighiḃ dóbrónaċa, agus ái-
treoċuiḋ na hulċubċáin ann, agus do
ḋéanuiḋ na Sáitir rinnce ann.

22. Agus éighfiḋ beaṫuighe állta na
noileán iona ttightiḃ uáigneaċa, agus
draguin iona bpáláisaiḃ aóiḃinn: agus
atá a haimsir a bfogus do ṫeaċt, agus
ni cuirfighear a laéṫe a gcáirde.

CAIB. 14.



1 IR do ḋéana an Tighearna tró-
ċaire ar Iácob, agus toig-
fiḋ fós Israel, agus su-
igheoċuiḋ iad iona ndúṫaigh
féin: agus ceangoltar an coiṁṫiġeaċ
riu, agus dlúṫfaid siad re tigh Iácob.

2. Agus glacfuiḋ an pobal iad, a-
gus do ḃéaraid dá náit iad: agus seal-
ḃóċuigh tigh Israel iad a ndúṫaigh an
Tighearna mar seirḃiseaċa agus mar
ċumala: agus géuḃuiḋ na mbraighdiḃ
iad, agá rabadar na mbraighdiḃ, agus
riaghlóċuiḋ ós cionn luċt a mbruighṫe.

3. Agus tiucfa a ccriċ ann sa lá a
ttiuḃra an Tighearna socamal duit ód
ḋoilghios, agus ód eagla, agus ód
ḋaoirsine ċruáiḋ ann ar tugaḋ ort
seirḃis do ḋéanaṁ,

4. Go ttóigfe tú súas an sean-fo-
cal so a naghaiḋ Righ na Babilóine, agus
go naibeora tú: cionnus do sguir an
milteaċ, do sguir an ċaṫair órḋa?

5. Do bris an Tighearna bata na
cciontaċ, agus slat na nuaċtarán.

6. An té do buáil an pobal a bfeirg
le buille buan, an té do riaghluiḋ na
cineaḋa ċa a ndiḃfeirg; atá sé dá
ingreim, agus ni bacann éunduine.

7. Atá an talaṁ uile suáiṁneaċ so-
cair: brisid siad amaċ a ccantaireaċt.

8. Gáirdigh fós an crann giumhuis
ionadsa, agus céodair Lebánon, gá
ráḋ: ó nuair fár luigh tú sios, ni
táinic doingḟearṫóir ar naghaiḋ.

9. Do corruigheaḋ ifrionn sios ar do
sonsa, do ṫeagṁáil riot a nuáir ṫiuc-
fas tú: dúsgiḋ sé súas na mairḃ duit-
si, gḋon uile ċeann feadhna an domain: do
ṫóg sé súas as a ccaṫaóiriḃ rioga
uile Righṫe na ccineaḋaċ.

10. Laiḃeoruiḋ siad uile agus a
déaraiḋ riotsa: nar lagaḋ tusa fós
mar inne? a ndearnaḋ tusa cosṁuil rinne?

11. Tugaḋ húaḃar sios gus a
nuaigh, agus gut hadḃaḋ: do leaṫnuigh-
gaḋ

*Joh. 18. Psal. 21. & 37. 2 & 109. 1 † Exod. 2 Math. 23.

ġaḋ an péist fúd, agus folċuiḋ na
péiste tú.
12. Cionnus do ṫuit tusa a nuas
ó ḟlaiṫeamhnus a lucifer, a ṁic na maid-
ne? cionnus do gearraḋ síos go nuige
an ttalamh tusa noch do lagaiḋ na ci-
neaḋacha?
13. Oir a dubhairt tú ann do ċroiḋe,
éireochaiḋ mé suas go flaiṫeamhnus,
árdeoċaiḋ mé mo ċaṫaoir ós cionn réul-
ta Dé: suighfiḋ mé fós ar sliaḃ an
ċomhchruinnighṫe ar ṫaoḃaiḃ an tuáis-
geirt.
14. Eireoċaidh mé suas ós cionn
áirde na néull: biáiḋ mé cosmhuil ris
an tí is áirde.
15. Gideaḋ béurṫar síos go hifrionn
tú, go táoḃaiḃ an ṗuill.
16. An muintir chifeas tú, féuch-
faid go géurċuiseaċ ort, agus measfaiḋ
tú, ga ráḋ, an é so an té ṫug ar an
dtalamh crioṫnugaḋ, do ċroiṫ ríoga-
chda?
17. Do riṅe an saoghal amhuil fá-
sach, agus do mhill a chaiṫreacha
nár fosgail tigh a ṗriosúnach?
18. Righṫe na ccrioch uile, luighid
uile a nglóir, gach áon díob ann a tigh
féin.
19. Acht do teilgeaḋ ṫusa amach
as a nuaigh amhuil beangán adfuáṫmar;
agus amhuil éadaċ na droinge marḃṫar,
sáite ṫriota leis an cclaiḋiomh, agus
téid síos go clochaiḃ an ṗuill, mar
chonablach ar a saltaiṫear fói chosaiḃ.
20. Ni bia tú ceangailte riu a nadh-
lacaḋ, do chionn gur scrios tú do dhú-
ṫaigh, agus gur marḃ tú do ḋaóine:
*Job.18. 19. Psal.21. 10. & 37.28. & 109. 13. †Exod.20.5. Math.23.35. ní bia * sliocht na ndroichghniomhach
cluinteach go bráṫ.
21. Ullmhaighiḋ ár dá chloinn, * ar
son égceirt a naṫar: chor nach
éireochaiḋ, agus nach sealbhochaiḋ an
dúṫaigh, agus nach líonfaiḋ agaiḋ
na talman le caiṫreachaiḃ.
22. Oir éireocha misi suas na na-
ghaiḋ, a deir Tigearna na slóg, agus
gearrfa mé ón Bhabilóin an tainm agus
an fuighioll, agus an mac, agus mac
an ṁic, a deir an Tighearna.
23. Do ḋéana mé mar an ccéadna sealḃ
ḋi don buṅán, agus locáin uisge: agus
scuáabfaiḋ mé i le scuáiḃ an léirsgrios,
a deir Tigearna na slógh.
24. Do mhionnaigh Tighearna na slóg,
gha ráḋ, go deimhin mar do smuáin mé,
is mar sin tiucfas a sdech; agus mar
do ṫionnsgain mé, is amhlaiḋ seasfas.
25. Go mbrisfe mé an Tassirina-
nach ann mo ḋúiṫche, agus ar mo sléiḃ-
tiḃ go saillteoraiḋ mé é: ann sin imeoċus
a chuing díobsan, agus tóigfighear a
úalach ó na nguáillib:
26. Is é so an tionnsgnamh do * ti-
onnsgnaḋ ar an ndomhan uile: agus isi
so an lámh atá sínte amaċ ar na crioc-
haiḃ uile.
27. Oir do ṫionnsgain Tighearna * †2Chroin.20.
na slógh, agus cia ṫoirmiosgfios é? 6. Job.9.12.
agus atá alámh sínte amaċ, agus cia Sean.21.30.
fillfeas ar a hais i? Dan. 4. 31.
28. Anns a bliadain iona bfuáir Rig
Achas bás do bí an túalaċ so.
29. Ná gáirdighsi uile a Phales-
tina, do ċionn gur briseaḋ slat an té do
buáil tú: óir tiucfa cocaiṫris amaċ
as frém na naiṫreaċ nime, agus biáiḋ a
ṫorrṫios na naiṫir ṫeintige eitelluig.
30. Agus biaṫfaiḋ céidghin an
boiċt, agus luighfiḋ an riaċdanaċ síos
a ndaingean: agus marḃfiḋ misi do frém-
sa le gorta, agus marḃfiḋ seision
ṫfuighioll.
31. Nuáill, a gheata, éigh a cha-
ṫair, tusa a Phalestina uile atá tú
sgaóilte: óir tiucfa deaṫaċ ón tuáis-
geart, agus ni bia áon na áonar ar
uáiriḃ cinnte.
32. Cred freagorus neaċ ann sin do
teachtaigh na criċe? * gur ḋaingnig an † Psal 87. 1,
Tighearna Sion, agus go ccuirfid boiċt 5. & 102.17.
a pobail a ndóig ann.

CAIB.

## CAIB. 15.

DUalach Mhoab: do ċionn san noiḋċe gur fágbaḋ Ar Mhoab na fásach, agus gur cuireaḋ na tost í: do ċionn san noiḋċe gur fásuiġeaḋ Ir Mhoab, agus gur cuireaḋ na tost í:

2. Do ċuaiḋ sé suas go Bait agus go Dibon, na háite árda do ġul: nuallfuiḋ Moab ós cionn Nebo, agus ós cionn Mhedeba: biaiḋ * maóile ar a ccennuiḃ uile, agus gach áon ḟéasóg geárrṫa ḋiob.

* Jer. 48. 37. Ezec. 7. 18.

3. Ann a sráidiḃ crioslóchuid iad féin le saiccéadach: ar mullaiġiḃ a ttiġtheaḋ, agus iona sráidiḃ nuallfuiḋ gach aondhuine ag gul go hiomarcach.

4. Agus éiġfiḋ Hesbon agus Eleáleh: cluinfiġear a nguṫ go fad go Iahas: uime sin gáirfiḋ saiġdiúiriḋ armṫa Mhoab, nuaillfiḋ a anam ann.

5. Comġéarfiḋ mo ċroiḋe go hárd son Mhoab, teiṫfiḋ a dibeartuiġ go * Soar, seasgḃó ṫri mbliaḋan daóis: óir le rosruin Luhit suas, le gul raċaid siad suas ann: óir a sliġe Horonaim, tóigfiḋ siad suas comġáir na dioġḃála.

* Jer. 48. 5. 34.

6. Oir béid uisgeḋa Nimrim mar fásach: óir do ċríon an luiḃ, do meaṫ an féur, ní bfuil ní glas ar biṫ.

7. Uime sin an saiḋḃrios fuaradar, agus an ní do ċuireadar a ttaisgiḋ, béurṫuid leo go sruṫ na saileóg.

8. Oir do ċuadar na comairc timċioll bruaċ Mhoab: a nuallġubhasan go Heglaim, agus a nuallġubhasan go Beer-elim.

9. Oir atáid uisgeḋa Dimon lán dfuil: óir do bḟéra mé tuilleaḋ ar Dhimon: leomain ar an té imeóċus as do Mhoab, agus ar fuiġioll na tíre.

## CAIB. 16.

CUirid an tuan go huachtarán tíre ó ċarraig a ḟásaigh, go sliabh inghine Sion.

2. Agus biaiḋ amhail éun seachráin ar na teilgean amaċ as a nead: mar sin béid inġena Mhoab ag áṫannuiḃ Arnon.

3. Gab comhairle, déin breithemhnus, déan do sgáile mar a noidhche a lár an mheadhonlae: foluiġ na dibearthuigh, ná braith an té bios ar seachrán.

4. Léig dom dhibearthaibhsi comhnuiḋe ad fhochair, a Mhoab, bíse ad dhidean dóibh ó aghaidh an mhillteora: óir atá an sáruightheoir coisge, do sguir an millteóir: do sgriosaḋ na dibeartuigh as a dúṫaiġ.

5. Agus daingneoċar an * caṫaoir ríoga a ttrócaire, agus suiḋfiḋ sé innte a bfírinne, a ttabernacuil Dháibi; ag breṫnuġaḋ, ag iarruiḋ breiṫemhnuis agus ag deifriuġaḋ an ceirt.

* Dan. 7. 14. 27. Mic. 4. 7. Luc. 1. 33.

6. Do ċualamar uabar * Mhoab, (is ro uáibreaċ é): eadhon a uabar agus a áirde agus a fearg: aċt ní béid a bréaga marso.

7. Uime sin nuallfa Moab * ar son Mhoab, nuallfaiḋ sé go hiomlán: guilfiḋe ar son bunáite Cir-haresets: go deimin atáid siad buailte.

† Jer. 48. 29.

8. Oir do lagruigheadh macairedha Hesbon agus finemhuin Shibmah: do brisiodar tiġearnuiġ na ngeinteaḋ sios a plandúiġe prinsiopalta; tangadar go nuige Iaser, do seachránadar tríd an bfásach: do sineaḋ a gesga amaċ, do ċuadar tar an bfairge.

* Jer. 48. 30.

9. Ar a nadbharsin guilfiḋ mé le cumaḋ Iaser, finemhuin Shibmah: fliuċ-

fa

fa mé ṫú lem ḋeóruibh, a Hesbon agus a Eleáleh: óir do ṫuit gáir ar do toradh samhraidh agus ar ṫḟoghmar.

† Jer. 48. 33. 10. Agus do rugadh an * lúaṫġáir ar siubhal agus sólás as an maċaire ṫoirṫeamhuil, agus ni bia céol ar biṫ annsna fíneamhnuibh, agus ni bia gáir ar biṫ: an lucht saltairte ni sáilteoruidh fíon ar bith ann an nomaruibh: thug mé ar ghair thfhineamhnach scur.

11. Uimesin dhéanuidh mionuidhe fuáim amhuil cláirseċ ar son Mhoab, agus mo bhaill a stigh ar son Cirhares.

12. Agus tiucfa a ccriċ a nuáir do ċifiġear é, go mad coirṫe Moab annsa náit áird, go ttiucfa sé da sanctóra dhurnaiġe; acht ni buaidheoċa sé.

13. Isé so an focal do labhair an Tighearna a ttaobh Mhoab ó naimsir sin a le.

14. Acht a nois do labhair an Tighearna, gha rádh; táobh a stigh do thri bliadhnuibh, mar bliadhnuibh fosmaluigh, agus cuirfighear glóir Mhoab a ttárcuisne maille ris a niomadamlas móir sin, agus biaidh an fuigioll ro beg agus lag.

CAIB. 17.

Ualaċ Dhamascus; féuch rugadh Damascus as ó beiṫ na caṫruiġ, agus biaidh sí na cárn sgriosta.

2. Do tréigeaḋ caiṫreaċa Aroer, béid faoi tréaduibh luighfid síos, agus ni ċuirfidh áonduine eagla orra.

3. Coisgfid fós an daingean ó Ephraim, agus an rioġachd ó Dhamascus, agus an fuigioll ó Assiria; béid siad mar ġlóir ċloinne Israel, a deir Tighearna na slóġ.

4. Agus annsa ló sin tiucfaidh a ccriċ, go ndéantar glóir Iácob tana, agus go bhfásfuidh méuthus a ḟeóla truaġ.

5. Agus is amhluiḋ biás a nuáir chruinneochus fear a nfoghmhair an tarbhar, agus bheanfas sé na déusa le na láimh; agus biaidh sé amhuil an té ċruinniġios déasa a ngleann Rephaim.

6. Gidheaḋ fuigfiġṫear cáora dioġluim ann, do nós ċroiṫe an ċrainn ola, dá ċaóir ná a ṫrí a mullaċ na craóibe úachdaruigh, a ceathair ná cúig annsna géaguibh tóirtheamhla is faide amaċ dé, a deir an Tiġearna Dia Israel.

7. Annsa ló sin féuċfuidh duine ar a ċruṫaiġṫeóir, agus biaidh mes agá súilib ar áon náomṫa Israel.

8. Agus ni féuchfa sé air na haltóruibh, oibreacha a lám, ni mó biaidh mes aige air áoinni dá ndeárnadar a méir, na garráin ná na híomháiġe.

9. Annsa lósin biaidh a ċaiṫreaċa daingne mar ġéig ṫréigṫe, agus mar an mbeangán úachdarach, noċ do fágbadar do brigh ċloinne Israel; agus biaidh aonránas ann.

10. Do brigh gur dearmaid tú Dia do ṡlánuiġṫe, agus naċ raibh tú cuimneċ ar charraic do neirt; uimesin plainndeocha tú plandadha taitneamhacha, agus cuirfidh tú iad lé géagaibh coimṫigheċa,

11. Annsa ló, do bera tú air do phlanda fás, agus air maidin do bera tú air do ṡíol eascar; acht biaidh an foghmhar na chruaiċ a ló an doilghis agus an dúbróin díbfeirgid.

12. A mhairg diomadamhlas mórain do ḋaóinibh, noċ do ni tormán mar ṫormán na fairrge; agus do buaidhreaḋ na ccineaḋaċ do ni buaidhreaḋ cosmhuil re buaidhreaḋ sroṫann láidir.

13. Lingfid na cineadhacha amhuil buaidhreaḋ mórain uisgeadh; acht imdheargfuidh [Dia] iad, agus teiṫfid a bfad úaḋ, agus dibeortar iad

mar

mar locán na sliaḃ roiṁe an ngáoiṫ, agus aṁuil liaṫróid roiṁe an ngaoiṫ nguáirdeín.

14. Agus féuċ, anſa tráṫnóna buáiḋreaḋ, agus roiṁe an maidin ní bfuil sé ann: is é so cuid roinn na ndaoine ċreaċus sinn, agus crannċar na muinntire sladas sinn.

## CAIB. 18.

A Mhairg don tír atá ag folaċ lé sciaṫánaiḃ, noċ atá taóiḃ tall daibhne na hEtiópia.

2. Noċ ċuireas teaċta úaṫa ar an bfairge, eadhón a soiṫiġibh buigsibne ar na huisgeaḋaiḃ, [ga ráḋ] imṫiġiḋ a ṫeaċta luaṫa go cineaḋ sgreatnuiġṫe agus lomṫa, ċum daóine uaṫbásaċ óna ttosaċ go tti so, cineaḋ ar na ttomus amaċ, agus ar na saltaḋ síos, ar millſeadar na haibhne a bfearann.

3. Féuċaiḋsi uile a áitreaḃṫaċa an tsáoġail, agus a ċomnuiġṫeaċa na talman, a nuáir ṫóigfios sé bratac súas ar na sléibtiḃ, agus a nuáir ṡéidfios sé a stoc éistiġsi.

4. Oir is marsin a duḃairt an Tiġearna riomsa, glacfa mé mo ṡuáimneas, agus measfa mé ann máit ċomnuiġe amhuil teas glan ar luiḃionnaiḃh, agus amhuil néull drúċta a tteas a nfoġmair.

5. Oir roiṁe an bfoġmar, a nuáir is abaiḋ an fás, agus abuiġeas an ċáor ṡearḃ anſa mbláṫ; gearrfaiḋ sé amaċ aráon na slaitíne le corránaiḃ bearrṫa, agus bearraiḋ sé leis, agus gearrfaiḋ síos na geugáin.

6. Fagfuiḋṫear lé céile iad ag énlaiṫ na sliaḃ, agus ag beaṫaiġibh na talman: agus saimreoċaiḋ a nénlaiṫ orra, agus geimreoċaiḋ uile beaṫaiġe na talman orra.

7. Ann sa namsin béarṫar tiodlacaḋ ċum Tiġearna na slóġ ó ṗobal ar na sgaoileaḋ ó ċéile, agus ar na lomaḋ, agus ó ṗobal uaṫbásaċ ó na ttosaċ gus a nois: pobal ar na sgaraḋ amaċ, agus do saltraḋh faói ċois, ar millſeadar na haibhne a bfearann, go nuige áit anma Thiġearna na slóġ, sliaḃ Sion.

## CAIB. 19.

Ualaċ na hEgipte: féuch, atá an Tiġearna ag marcuiġeaċt ar néull luaṫ, agus tiucfa don Négipt, agus áṫroċṫar iodail na hEgipte le na faicsin, agus leiġfiḋ croiḋe na hEgipte iona lár.

2. Agus cuirfe misi na hEgiptiġ a naġaiḋ na Négipteaċ, agus troidfiḋ gaċ áon diob a naġaiḋ a dearbráṫar, agus gaċ áonduine a naġaiḋ a ċomarsan, caṫair a naġaiḋ caiṫreaċ, agus rioġaċt a naġaiḋ rioġaċta.

3. Agus failleoċaiḋ spiorad na hEgipte iona lár, agus diobaiġfe misi a comairle: agus iarrfaiḋsiad ċum na ndaoine agá mbi leannáin síġe, agus ċum na bfáistineaċ.

4. Agus sgéċóduiġ mé na hEgiptiġ a láim tiġearna éadtrócáiriġ; agus riaġlóċaiḋ Riġ borb ós a cionn, a deir an Tiġearna, Tiġearna na slóġ.

5. Agus failleoċaiḋ an tuisge ón bfairge, agus fáiseoċtar, agus tiormaċtar súas a naḃann.

6. Agus iompoċaiḋ siad na haibhne a bfad uaṫa, agus foilmeoċtar, agus tiormaċtar súas aibne an daingin: crionfaiḋ an giolcach agus an soileastar.

7. Crionfaiḋ na giolcaiġ páipéir láim ris na haibnib, láim re béul na sroṫann, agus gaċ aóin ni ṡiolċuirṫear láim ris na sroṫaiḃ crionfaiḋ sé, béarfuiġear

bhfuigfighear an siubal é, agus ní biáidh ann ni sa mó.

8. Caoinfid fós na hiasgaireadha, agus caoinfid na huile dhaoine teilgios dubháin ann sna haibhnibh, agus an drong sgaoileas lionta ar na huisgeadhaibh, rachaid as a ccruth.

9. Tuilleadh oile, claochlóchtar an drong oibrighios a líon mín, agus an drong fighios obair lionnraidh.

10. Agus brisfighear iona tionnsgnamh sin iad, a nuile dhuine do ní comhluighe agus lintighe cum éisg.

11. Go deimhin is amadáin prionnsadha Soan, is bruidemhail comhairle chomhairleach nglic Pharao: cionnus a deartaoi re Pharao, is mise mac na neagnaidhe, mac Riogh bfoirfe?

12. Cáit a bhfuilid siad? cáit a bhfuilid do dhaoine glioca? agus innisidís duit a nois, agus biodh a fhios aca cred do thionnsgain Tighearna na slógh ar a Négipt.

13. Is amadáin prionnsadha Soan, do mealladh prionnsadha Noph, do mealladar fós a Négipt, [gidhedh] an drong as fulang dá treabhaibhsion.

14. Do chumaisg an Tighearna spiorad urchóideach ann a lár, agus tugadar ar a Négipt seachránughadh iona huile obair, amhuil thuiteas fear meisge iona sgeathraigh.

15. Ní mó bias obair an bith ar son na Hégipte, noch fhéadas an ceann, nó an tearball, nó an beangán, nó an luachair do dhéanamh.

16. Ann sa ló sin biáidh a Négipt cosmhail re mnáibh, agus biáidh eagla orra, agus uáimhneochaid do bhrigh croithe láimhe Thighearna na slógh, noch chroitheas sé ós a cionn.

17. Agus biáidh tír Iudah na huathbhás don Négipt, gach aon da ttig tagra sin, biáidh sé eaglach ann féin do bhrígh comhairle Thighearna na slógh, noch do chomhairlig sé na haghaidh.

18. Ann sa ló sin laibheorrid cúig caithreacha a ttír na Hégipte teanga tíre Chanáain, agus mionnochaid do Thighearna na slógh, agus goirfighear catha an dioghláighthe dáon diobh.

19. Ann sa ló sin biáidh altóir ag an TTighearna a meadhón tíre na Hégipte, agus piléur agá himiol don Tighearna.

20. Agus biáidh mar chomhartha, agus mar fhiadhnuise a ccrich na Hégipte do Thighearna na slógh: óir éighfid siad chum an Tighearna, do bhrígh na ndibhfeirgeach, agus cuirfe sé slánaightheóir chuca, agus áon mór, agus saorfaidh sé iad.

21. Agus aitheontar an Tighearna san Négipt, agus aitheonaid na Hégiptigh an Tighearna ann sa ló sin, agus do dhéanaid iodhbairt agus ofráil, do bhéaraid fós móid don Tighearna, agus comhlionfaid siad í.

22. Agus buáilfid an Tighearna an Négipt, buáilfid sé agus leigheosaidh sé í, agus fillfid siadsan chum an Tighearna, agus biáidh sé ar a nimpidhe; agus leigheosaidh sé iad.

23. Ann sa ló sin biáidh slighe mhór as an Négipt don Assiria, agus tiucfaid an Tassirianach don Négipt, agus an Tégiptech don Assiria, agus do dhéanaid na Hégiptigh seirbhis ag an Hassirianchaibh.

24. Ann sa ló sin biáidh Israel an treas [rioghas] leis an Négipt, agus leis a Nassiria, na bheannughadh a lár na crice:

25. Noch bheinneochus Tighearna na slógh, gha rádh, gó madh beannaighthe an Négipt mo phobal, agus a Nassiria obair mo lám, agus Israel moighreacht.

## CAIB. 20.



Nsa bliaḋain a ttáinic Tartan go Hasdod, a nuáir do ċuir Sargon Riġ na Hassiria úaḋ é, agus do ṫroid a naġaiḋ Asdod, agus do ghabh sé í.

2. Ansa namsin féin do labhair an Tiġearna tre Isaiah mac Amos, ga ráḋ; imṫiġ, agus scaoil an saicédach ó a ttimċioll do leasraiġ, agus cuir do ḃróg dot ċois. Agus do do riñe sé sin, ag siubal noċtuiġ agus lomċosach.

3. Agus a dubhairt an Tiġearna, amhuil mar do siubluiġios mo searbfoġantuiġe Isaiah nochtuiġ agus gan ċoisbeirt tri bliaḋna mar ċomharta agus mar iongnaḋ ar a Négipt, agus ar a Netiopia:

4. Mar sin béaras Riġ na Hassiria na Hégiptiġ leis na bpríosúnaċaiḃ, agus na Hetiopiġ na mbraiġdiḃ; óg agus sean, noċtuiġ agus lomċosaċ, eaḋon gon a másuiḃ lomnoċt cum náire don Négipt.

5. Agus béid siad eaglaċ, agus náirech ar son na Hetiopia a ndóċċus, agus ar son na Hégipte a nglóir.

6. Agus déaraiḋ áitreabhach a noiléinsin ansa ló sin, féuch, sé a leiteid so ar ndóċċus cum a tteiċ-fiom cum cuidiġ dar saoraḋ ó Righ na Hassiria: agus cionnus racam as?

## CAIB. 21.



Ualach ḟiotraim na fairge: mar imṫiġid gaoṫa ġuáirdein don taoiḃ ó ḋeas ṫrid, marsin ṫig sé ón dioṫramh, ó ḋúṫaigh úaṫbásaigh.

2. Do foillsiġeaḋ fis doilġiosaċ damsa, do ni an druing mioċoinġiollaċ mioċoinġioll, agus creċaiḋ an creċadóir: éiriġ suas a Elam, suigh a ttimċioll Mheḋia, tug misi ar a hosnaḋaiḃ uile cosg.

3. Uimesin atáiḋ mo leasrach lán do péin, do ġlacadar pianta ġreim díom, amhuil pianta mná re nioḋnuiḃ: do cromaḋ síos me le na cluinsion sin, do bí mé a naiṫmeal le na faicsin.

4. Do crioṫnuiġh mo ċroiḋe, duamnuiġ eagla mé, diompóiġ sé oiḋċe mo sóláis a neagla dam.

5. Ollmuiġ an bord, déanaiḋ faireaċus a ttor na faire, itiḋ, ibhiḋ; éirghiḋe, a prionnsaḋa, ungaiḋ an sciaṫ?

6. Oir is marso a dubhairt an Tiġearna riomsa, éirghiḋe, cuiriḋ amaċ fear faire, foillsigheaḋ sé cred do ċí sé.

7. Agus do ċonnairc sé carbad ag dis marcach, carbad asal, agus carbad cámall; agus déist sé go fríoċnamaċ maille re haire móir.

8. Agus screaḋ sé leoman; a Thighearna seasaim a gcomhnuiġhe ar * tor na faire a naimsir an lae, agus cuirthear ansa bfaire mé gach aon oiḋċe. † Aba. 2. 1

9. Agus féuċ, atá ag teaċt anso carbad daoine maille re dis marcach: agus do freagair seision, agus a dubhairt sé, do ṫuit an Bhabilóin, * do ṫuit; agus do bris sé go talamh iomáiġe greanta a dée uile. Jer. 51. 8. Taisb. 14. 8. & 18. 2.

10. O mo bualaḋ, agus arbhar murláir: an ni do ċuala mé ó Thighearna na slógh Dia Israel, do innis mé dhaoiḃ é. ‡ Jer. 4. 19 & 9. 1.

11. Ualach Dumah: goiriḋ sé orum as Seir, a fir na faire cred do [sgéula] ó noiḋċe? a fir na faire, cred do [sgéula] ó noiḋċe?

12. A dubhairt fear na faire, táinic an maidin, agus mar an ccéadna a noiḋċe; má fiafruiḋe, fiafruiġe; filliḋ, tagaiḋ.

13. Ua-

13. Ualach na hArábia: a bforaois na hArábia coiḋeolṫaói, síbsi a ċroḋeṡa siubail Dhedanim.

14. Thug áitreḃaiġ tíre Tema uisge ċum an ti ar a raiḃ tart; tangadar le na narán a ccoinne an ti do ṫeiṫ.

15. Oir do ṫeiṫeadar roimhe na cloiḋimṫe, ón ccloiḋiom ṫarrnġṫe, agus ón mboġa ġlésta, agus ó ḋoilġios an ċoġaiḋ.

16. Oir a duḃairt an Tiġearna marso riomsa, táob a ttrí do bliaḋain do réir bliaḋna fonmalaiġ, agus faillleoċaiḋ glóir Chedar uile.

17. Agus laiġdeoċṫar an méid fuiġlioċta uimhir na soiġdeóiriḋe, daoine árrasa cloinne Cedar; óir do labhair an Tighearna Día Israel é.

## C A I B. 22.

Ualaċ ġline na físe: Cred oimṫiġ ort a nois, as a-noċċaiḋ tú go hiomlán suas go mullaċ an tiġe?

2. As a bfuil tú lán do ċoirrġṫe, caṫair ṫuarsnóiteċ, caṫair lúaṫġáireċ: níor marbaḋ do ḋaoine marḃa leis an gcloiḋiom, níor sgadar a ccaṫ.

3. Do ṫeiṫeadar húasaráin uile le ċéile, do ceangladh leis na soiġdeóiriḃ iad: do ceanglaḋ lé ċéile an méid do friṫ ionnatsa, noċ do ṫeiṫ a nimċian.

† Ier. 4. 19 & 9. 1. 4. Uimesin a duḃairt misi, * féuċaiḋ uaim, guilfiḋ mé go géur, ná saoṫraiġiḋ dom ċobruġaḋ, do briġ millṫe inġine mo pobail.

5. Oir is lá buaiḋearṫa é, agus saltarṫa sios, agus lá doġraiḋe le Tiġearna Día na slóġ, a ngleann na físe, agus ag brisḋ an ballaḋ sios, agus coinġ ċum na sliaḃ.

6. Agus diomċhair Elam an bolgán soighiod a ccarbad daoine agus marcsluagh, agus do noċt Cir an sgiaṫ.

7. Agus tiucfaiḋ a ccriċ go mbia do ġleannṫa toġṫa lán do ċarbadaiḃ, agus cuirfiḋ an marcsluaġ iad féin a nórduġaḋ ag an ngeata.

8. Agus dfoillsiġ sé folach Iúdah, agus dféuċ tusa an lá sin darmáil tiġe na foraóise.

9. Do ċonncabhar mar an ccéadna briste ċaiṫreaċ Dháibi go bfuil iomadamhuil, agus do ċruinniġeabhar uisge an loch íoċtarach a bfoċair a ċéile.

10. Agus dáirmeabhar tiġṫe Ierusalem, agus do brisebhar síos na tiġṫe do neartuġaḋ an balla.

11. Do rinneabhair fós díog eidir an dá balla ar son uisge an tseanloċa; aċt níor féuċabhair da déantóir sin, agus ní raibh meas agaibh ar an té do chum é fada ó sin.

12. Agus ann sa ló sin do ġoir Tiġearna na slóg ar gul, agus ar ċáoi, agus ar maóile, agus ar ċriosluġaḋ lé saicéadach.

13. Agus féuċ, gáirdeachus agus lúaṫġáir, re marbaḋ damh, agus re marbaḋ cáorach, re iṫe feóla, agus re ól fíona, [ag ráḋ] * iṫem agus ibiom, óir raċam déug a máraċ. † Caib. 56. 12. Eagna. 2. 6. 1 Cor. 15. 32.

14. Agus do foillsiġioḋ ann mo ċlúasaibhsi é lé Tiġearna na slóg, go deimin ní glanfuiġear an tolcso uaiḃ nó go néugṫaói, a deir Tiġearna Día na slógh.

15. Is marso a deir Tighearna Día na slóg, éiriġ imṫiġ gus an tréisineirsi, eadhon go Sebna, noċ atá ós cionn an tiġe, [agus abair,]

16. Cred atá agad annso? agus cia atá agad annso, as ar snoigh tú túama amach dhuit féin annso, do nós an té shnoighios túama dhó féin ar árd, agus ghrábhálas áit comnuiḋe dó féin a ccarraig?

17. Feuch, béaruidh an Tiġearna ar
ſiubal tú maille re daóirſine cum-
aſaigh, agus go deimhin foileochaidh
ſé tú.
18. Go deimhin iompochaidh ſé, agus
iomáinfidhe tú go foiréigneach a-
mail liathróid go tír fairſing: ann ſin
éagfas tú, agus ann ſin buḋ iad car-
baid do ġlóire náire tighe do Thi-
ġearna.
19. Agus díbeóra miſi ód ionad
comhnaiḋe tú, agus tairrngeonga ſé
ſíos ar do ſtaid tú.
20. Agus tiucfa ſo a ccríoch ann-
ſa ló ſin, go ngoirfiḋ miſi mo ſeir-
bhíſeach Eliacim mac Hilciah.
21. Agus éideocad é lé do ró-
baſa, agus neirteocad é le do
chrioſſa agus do béara mé húaſ-
aranas ann a láimh, agus biáidh ſé
mar athair ag dúthchuſaibh Ieruſalem,
agus do tiġ Iúdah.
22. Agus léigfa mé eochair tiġe
Dháibi air a ghualainn; agus foiſ-
ceolaidh ſé, * agus ni dúnfaiḋe áon-
duine; agus dúnfaiḋ ſé, agus ni
foiſceola aonduine.

† *Job* 12. 14.
*Taisbean.* 3. 7.

23. Agus daingneochad é amhail
táirrnge a náit dhaingin, agus biáiḋ
ſé mar chathaóir ghlórmhair do
thiġ a athar.
24. Agus léigfiḋ air glóir tiġe
a athar uile, an ſliocht, agus an
chlann, na mionſoighthiḋ uile ó
ſhoighthighib an chupáin go nuige
ſoighthiġe na bflagún.
25. Annſa ló ſin, air ſa Tiġear-
na na ſlógh, áthróchthar an táirrn-
ge atá daingion annſa náit daing-
in, agus gearrfuiġear ſíos é, agus
tuitfidh ſé; agus teilgfighear an
túalach do bí uirthe: óir do labair an
Tiġearna é.

CAIB. 23.

UALACH Tíor: núalluiġh a
longa Tarſis: óir do fág-
baḋ na fáſach í, ionnus
nach bfuil áoin tiġh re dul
a ſteach innte: ó dúthaigh
Chittim do foillſioġaḋ dóib é.
2. Bíḋi ſuáimhneach, ſibſi áitreabhtha-
cha a noiléin, tuſa noch do líonadar
ceannuighthe Sidon, noch théid anonn tar
fairrge.
3. Agus a nuiſceadhaib móra atá ſíol
Sihor, iſé fóghmar na habhann a cíos,
agus ſí iſ móráonach do chineadha-
caib.
4. Bíoḋ náire ortſa, a Shidon, óir
do labair a nfairrge, eadhon neart na fair-
rge, ga rád, ní bfuilim re niodhnaib, a-
gus ní beirim clann, agus ní oilim ſúas
daóine óga, agus ní tógaiſgim maig-
dioná.
5. Mar do bí an tiomrád do thaoib
na Hégipte, iſ marſin biáid agá bpian-
naḋ go tinniſneach tré thuarusgbháil
Tíor.
6. Eirgiḋ thair go Tarſis, núall-
uiġe ſibſe áitreabhthacha a noiléin.
7. A ní ſo bur ccathair meadhrach,
agá bfuil a ſinnſireacht a láethib áoſ-
ta? iomchoraiḋ a coſa féin í ar
cuairt a nimchian.
8. Cia ghab an comhairle ſo a na-
ghaidh Tíor, an chathair chorónuighios,
noch ar prionnſuighe a ceannuighthe,
noch ar biáid a malartuighe daóine o-
nóracha na talman?
9. Do thionnſgain Tiġearna na ſlógh
é, do thruailleaḋ úabhair gach uile glóire,
agus do thabhairt uile onórach na tal-
man cum tarcuiſne.
10. Eiriġh tríd do dúthaiġ mar
ſruth, a ingean Tarſis: ni bfuil neart
ní ſa mó.
11. Do ſhín ſé a lámh tar
an bhfairrge, do chroith ſé na
rioghachta:

ríoghachta: tug an Tighearna aithne a naghaidh an cheannaigh, do sgrios a daingion láidir.

12. Agus a dubhairt sé, ni gháirdeochaidh tú ni sa mhó, a mhaighdion sháruighthe, a inghean Shidon: éirigh, imthigh anonn tar Chittim, ann sin fós ni bhfuighe tú suáimneas.

13. Féuch dúthaigh na CCaldeanach: ni raibh na daoinesi ann nó gur shuigheadar na Hassirianaigh i don droing áitreabhus ann sa bhfásach: do chuireadar súas a ttuirsin, do tógbhadar súas a pálaís, agus tug seision i chum sgriosta.

14. Núallghuidhsi, a longa Tarsis: óir do sgriosadh bhur neart.

15. Agus tiucfaidh a ccrích ann sa ló sin go ndearmodfar Tíor seachtmoghad bliadan do réir láethe aoin Righ: tar éis críochnuighthe seachtmoghad bliadan canfaidh Tíor amhail meirdreach.

16. Glac cláirseach, éirigh fá ccúairt na caithreach, a mheirdreach noch do dearmadadh; déan ceol binn, gabh mórán abhrán, chor go ccuimhneochthar thú.

17. Agus tiucfa a ccrích, tar éis chríochnuighthe seachtmoghadh bliadhan, go ttiucfaidh an Tighearna dféuchain Tíor, agus fillfidh sí chum a túarasdail, agus do dhéana sí sgriopachus re huile ríoghachtaibh an domhain ar ghnúis na talman.

18. Acht biaidh a ceannaigheacht, agus a túarasdal na náomhthacht don Tighearna: ni hionnmhusfuighthear é, agus ni cuirfighear a ttaisgidh é: óir biaidh a ceannaighe ag an ndroing áitreabhus a bhfiadhnuise an Tighearna, dithe a sáithe, agus chum forgbhuáin.

## Caib. 24.

Féuch do ni an Tighearna an talamh folamh, agus do ni fásach dhe, agus iompóighidh sé bunoscionn é, agus sgapfaidh sé a dhúthchusaidh ó chéile.

2. Agus amhail mar biás ag an bpobal, is mar sin biás ag sagart: * agus mar biás ag an tseirbhiseach, sed biás ag an maighistir; mar biás ag an ccailín, sed biás ag an maighistreás: mar biás ag an cceannuighe, mar sin biás ag an reacadóir; mar biás ag a náirlicteach, is mar sin biás ag an té áirlicthear; mar biás ag an té glacas a núsaireacht, is mar sin biás ag an té bheir a núsaireacht dó. † Hosea.4. 9.

3. Foilmeochtar an tír lé chéile, agus millfighear tríd amach í: óir a dubhairt an Tighearna an focalso.

4. Caoidhidh an talamh agus seargaidh sé, anbfainnigh an domhan, agus meathaidh sé: anbfainnighid daoine móra an domhain.

5. Do truailleadh an talamh mar an ccéadna faói na dhúthchusaibh, do chionn gur sáruigheadar an dligheadh, gur áthruigheadar an tórdugh, bhriseadar an cunnradh síorruidhe.

6. Uime sin do shluig mallughadh an talamh, agus an lucht áitreabhus ann atáid dubhach: uime sin do loisgeadh dúthchusaigh na talman, agus is beag do dhaoinibh do fágbhadh dhíobh.

7. Caoidhidh an fíon núadh, do laguigheadh a fíneamhain, agus osnuighid na croidhthe súgach uile.

8. Coisgidh * súgradh na ttiompán, críochnuighidh fuaim na droinge gháirdeachas, sguiridh gáirdeachus na cláirsighe. † Jer. 7. 34. & 16. 9. & 25. 10. Esech.26.13. Hosea. 2. 11.

9. Ni ólfaid síad fíon le ceol, biaidh an deoch láidir searbh ag an ndroing ólas í.

10. Do briseadh cathair a náidhmillte sios: do druideadh gach áontigh, ionnus nach

nach

naċ bfuilfidh aoinduine tíos a steach.
11. Atá gáir ar fhíon annsna sráidi-
bh, do dorċuigheadh a nuile lúathġáir,
dimṫigh súgradh na tíre uile.
12. Do fágbhadh dóbrón annsa ca-
ṫraigh, agus do buáileadh an geata le
díoṫlaiṫriughadh.
13. A nuáir bhias sé mar so a lár
na tíre a measc an ṗobail: bidh amhail
crotadh ċrainn ola, agus mar na cáo-
ra dioġluim tar éis na fínemhna do
ċriochnughadh.
14. Tóigfid siad a nguṫ suas,
canfaid céol ar son ṁórḋaṫa an Ti-
ġearna: goirfid go hárd ón bfairrge.
15. Uimesin tugaidhsi glóir don
Tiġearna annsna gleanntaibh, eadhon dainm
an Tiġearna Dia Israel a noileanuibh na
fairrge.
16. On ċrich is faide amaċ don ta-
lamh do ċualamar céolta, eadhon glóir
do nfireun: as a dubhart misi, mo se-
créid dam féin, mo secréid dam féin,
a mairg damsa: na daoine feallṫaċa do
rinnedar droiċméin, fós na daoine
fealtaċa do rinnedar droiċméin feall-
tach.
† Jer. 48. 43. 17. * Atá a neagla, agus an poll,
agus an painteir ort, a áitreabhaigh na
talman.
18. Agus tiucfaidh a ccríċ, an té ṫeiṫ-
fios ré fuáim na heagla, go tuitfidh
sé annsa ṗoll: agus an té ṫiucfas
a nios as lár an ṗoill, go ngabhtar
san líon é: óir atáid na fuinneoga
foscailte ó náird súas, agus criot-
nuigh bunáite na talman.
19. Do briseadh síos an talamh tríd
amaċ: do sgaoileadh an talamh ó ċéile go
hiomlán: do corruigheadh an talamh go
hadbhul.
20. Cláoenfaidh an talamh ċugad is
uaidh mar fear meisge, agus áṫroċ-
ṫar é amhail máinreaċ; agus biáidh a
ċoir féin trom air, agus tuitfidh sé, a-
gus ni éireoċa sé a ris.
21. Agus tiucfa a ccríċ annsa ló
sin, go bpianfa an Tiġearna slúaġ na
ndaoine árd, ansa nárd, agus Rígthe
na talman ar an ttalamh.
22. Agus cruinneoċṫar a ccionn a
ċéile iad, mar ċruinniġṫear braiġde
annsa log; iadhfuiġear san ṗriosún iad,
agus tar éis mórain do láeṫib, tiġ-
ṫior dá bfeuċuin.
23. Annsin ċlaóidhfiġear an ġealaċ,
* agus biáidh náire air an ngréin; a
nuáir riġfeas Tiġearna na slóġ a sliabh
Sion agus ann Ierusalem, agus a bfiaġ-
nuise a sean go glórmhar.
† Caib. 13. 10. Esech. 32. 7. Joel 2. 31. & 3. 15.

## CAIB. 25.

A Thiġearna is tú mo Dhia,
áirdeoċuidh mé tú, molfa
mé hainm, óir do rinne tú
neiṫe iongantaċa; siad do
ċomhailiġ ón tsean aimsir ionnracus agus
firinne.
2. Oir do rinne tú cárn do ċaṫraigh;
do rinne tú fásaċ do ċaṫraigh daingin;
pálás do choimhthighechuibh, gan
beith na caṫraigh ar bit, ni cuirfiġear
súas i coidhċe.
3. Uimesin oirmeonuid na daóine láidre
do ġlórughadh, eagloċuidh caṫair na ccineadh
dhaċ núaṫbhásaċ tú.
4. Oir do bí tú ad neart do na
bochtuibh, ad neart do na truáġánuibh io-
na nainnise, ad fasgadh ón stoirm, ad
sgáile on tteasbhaċ, a nuáir bhíos tor-
mán na núaṫbhásaċ amhail stoirm a na-
ġaidh balla.
5. Cuirfid tú síos tormán na ccoim-
ṫiġeaċ amail teasbhaċ a náit ṫirim; mar
teasbhaċ a sgáile neóill, bhéara tú
beangán na ndaoine úaṫbhásaċ go hi-
risiol.
6. Agus annsa tsliabhso do ḋeunna Ti-
ġearna na slóġ féusta do nuile ṗobal
do neiṫib méiṫe; féusta fíona ar na
ṫaisgidh a bfad, neiṫe méiṫe lán do
smior agus dfíon ar na ṫaisgidh a bfad
agus ar na ṫanruġadh go maiṫ.
7. Agus cuirfid sé ar ccúl annsa
tsliabhso

tsliabhso agaidh a nfolaigh do teilgeadh ós cionn na nuile pobal, agus an sgáth do leathnuigheadh ós cionn a nuile chríche.

8. Sluigfidh sé suas * an bás a mbuaidh, agus * tiormochaidh an Tigerna
‡1Cor.15.55. †Taisb.7.17. & 21.4. Dia deora do na huile aghthibh, agus cuirfe sé masla a phobail ar ccúl ón ttalamh uile: óir do labhair an Tigerna é.

9. Agus a déarthar ansa ló sin, féuch sé so ar nDia, do feitheamair air, agus slánéochaidh sé sinn: sé so an Tigerna do feitheamair air, agus béam lúathgháireach, agus gáirdeochum iona shlánughadh.

10. Oir is ansa tsliabhso suáimhneochus lámh an Tigerna, agus saltéorthar Moab faoi sios, mar shaltearthar tuighe sios chum óiligh.

11. Agus leathnochuidh sé amach a lámha iona meadhon do nós an té shnámhus, noch leathnuighios a lámha amach do shnámh: agus do béara sé a núabhar sios re milleadhus a lámh.

12. Agus béarthar sios daingion phuirt áird do bhalladh, leagfuighthear go hisiol agus béarthar go lár, eadhon go nuige an luáithreadh iad.

---

## CAIB. 26.



Ansa ló sin canfuighther an caintic si a ttír Iúdah; atá cathair dhaingean aguinn, cuirfidh Dia slánughadh mar balladha agus mar portaibh.

2. Osgluidh na geatadha, chor go ndeachaidh an cineadh a steach coimhdeas a nfírinne.

3. Coimhdeochaidh tú an té sin a siothcháin iomláin, noch agá mbí a inntinn daingion ionadsa, do bhrígh go bfuil a dhóigh ionnad.

4. Dóthchuraidh ansa Tigerna go bráth; óir is ansa Tigerna Iehóbah atá an neart síorruidhe.

5. Oir do beir sé a nuas an drong áitreabhus go hárd, leagaidh sé sios go hisiol an chathair árd; leagaidh sé go hisiol í, eadhon go nuige an ttalamh, do beir se fós go nuige an luáithreadh í.

6. Saltéoruidh an chos sios í, eadhon cos na mbochd, agus coischéimighe na ngesbuidheach.

7. Is ionnracus slighe na bhfíreun: comhthromuigh tusa casán a nfíréin.

8. Fós a slighe do bhreitheamhnuis do feithiomar ort, a Thigerna; atá fonn ar nanma dot ainm agus dot chuimhne.

9. Lé manam dhiarr mé thú san noidhche, fós lé mo spiorad a stigh ionnam iarrfas mé thú go moch: óir a nuáir bheid do bhreitheamhnuis ansa talamh, foghlumfid áitreabhuigh na talmhan fíréantachd.

10. Taisbeantar fabhar don chiontach, gidheadh ní fhoghlumfidh sé fíréantachd: a ndúthaigh an cheirt do dhéanamh go héigceart, agus ní fhéuchfuidh sé air mhórdhacht an Tigerna.

11. A Thigerna, a nuáir thógfuighear do lámh súas ni faicid siad: acht do chífid, agus béid náireach ar son a ttnútha ris an bpobal; loisgfidh fós teine do námhadsa iad.

12. A Thigerna, áirdeochuidh tusa siothcháin dhúinn: óir is tú fós do oibrigh ar noibreacha uile ionnainn.

13. O a Thigerna ar nDia, do bhí tighearnus ag tighearnuighibh oile táobh amuigh dhiotsa orrainn; achd is ionadsa amháin thiucfam thar hainm.

14. Déagadar, ni mhairfid siad; fúara-

fuaradar bás, ni éireochaid siad: uime-
sin do chuartuigh tusa, agus do
scrios tú iad, agus do sgrios tú
a ccuimhne uile.
15. Do mhéaduigh tú an cinedh, a Thi-
ghearna, do mhéaduigh tú an cinedh, do glór-
uigheadh tú; dáthruigh tú sin a bfad go
huile imlibh na talman.
16. A Thighearna, iona mbuáidhreadh
tangadar ar cuáirt cugadsa, do
dhóirteadar amach urnaigh, a nuáir tái-
nic do smachtughadhsa orra.
17. Mar bhíos bean torrach a bpéin,
tig a bfogus dam a tuismighthe, a-
gus éighios go hárd ann a docar;
marsin do bhámaoine ann do radharcsa,
a Thighearna.
18. Do bhámar torrach, do bhámar
a bpéin, rugamar mar do beith gáoth,
níor oibrigheamar tuismeadh ar bith ar
an ttalamh, agus níor thuiteadar áit-
reabhuigh an domhuin.
19. Mairfidh do dháoine marbha,
éireochaid a naóinfeacht re mo chorp mar-
bhsa: múscluidh, agus canaidh a dhrong
chomhnuighios ann sa luáithreadh: óir atá
do dhrúchd mar dhrúchd luibhionn, agus
teilgfidh an talamh amach na mairbh.
20. Tigidhsi mo phobalsa, éirigh
tusa dot sheomradhuibh, agus druid
do dhoirse ad thimcheall: folaigh tú féin
mar budh eadh tamall beag, nó go ndeachaidh
an dioghaltas thort.
21. Oir féuch tiucfa an Tighearna
* amach as a áit do smachtughadh áit-
† Mich. 1. 3. reabhach na talman ar son a ndeaghceirt:
leigfidh an talamh mar an ccéadna a
fuil leis, agus ni foileochaid sí a mairbh
ni sa mó.

---

## CAIB. 27.


NSa ló sin smaiseochaidh an
Tighearna le na chloidheamh
géur mór láidir lebiatan
an nathir nimhe-tolltach,
gcéadna lebiatan a naithir nimhe cam, a-
gus muirfidh sé an dragún atá ann
sa bfairrge.
2. Ann sa ló sin canaidhsi dhi; fíneun
uin a nfiona deirg.
3. Misi an Tighearna choimhéadas í,
fliuchfad í gach áon mhóimint: deagla go
ngointeochaidh áon í, coimhéadfa mé í do
ló agus doidhche.
4. Ni bfuil rofearg ionamsa: cia
chuirfeadh na dreasa agus na dosáin
am adhaighsi a gcath? do rachuinn trio-
ta, do loisgfinn lé chéile iad.
5. Nó glacadh sé greim dom neart,
chor go ndéana sé siothcháin riom.
6. Do bhéara sé ar an ndroing thiuc-
fas ó Iacob fréumh do ghlacadh: tóir-
teochaidh, agus fásfaidh bláth, agus gei-
neamhuin Israel: agus líonfaidh aghaidh
na talman le toradh.
7. Nar buáil sé é mar do buáil sé
an drong do buáil é? nó an bfuil sé
marbh do réir áir na druinge do tuit
leis?
8. A miosúr a nuáir sinfeas sé á
mach é, do dhéna tú imreasan ris; cong-
muidh sé a gháoth gharbh a ló na gaoithe
a noir.
9. Leis so ar a nadhbharsin glan-
fuighthear éigceart Iacob, agus issé so
uile toradh do chur a pheacaidh ar ccúl;
a nuair do dhéna sé cloca na haltóra
uile amhuil cloca cailce, noch brisdior
ó chéile, ni seasfuid na garráin nó na
híomháighe suas.
10. Gidheadh biáidh an cathair dhaingion
na fásach, agus tréigfighthear a náit
chomhnuidhe, agus fágfighthear í amhuil
fásach: ann sin ingeilfios an láogh, a-
gus ann sin luighfios sé sios, agus loi-
sgfuidh a bheangáin.
11. A nuáir béid a gheagha crion, bris-
fighthear amach iad; tiucfaid mná, agus
cuirfid tré teine iad; óir is dáoine
gan tuigsin ar bith iad: uimesin ni bhí
truáighe ag an té do chum iad dóibh, a-
gus ni tairbeanfa an té do chruthaigh
iad, fabhar dóibh.
12. Agus tiucfa a ccrich ann sa
ló sin, go mbuáilfidh an Tighearna ó
ghrinnioll

ghiṁoll an tsrotha go caise na
hEgipte, agus cruinneochthar sibh
áon ⁊ áon, sibhsi a chlann Is-
rael.
13. Agus tiucfa a ccrich anṡa
ló sin, go séidfigther an stoc
mór, agus tiucfuid an drong do
chuáid a sécaó a ttir na Hassiria,
agus do dibeartuig a ccrich na Hé-
gipte, agus adhoruid an Tigearna
anṡa tsliabh náomhtha an Ierusa-
lem.

## CAIB. 28.


Mhairg do coróin a núabair,
dfearuib meisce Ephraim, noc
ar blát díombúan a sgiam
glórmar, noc atá ar ceann
na ngleann méit; an drong ⁊
a rug an fion buáid.
2. Féuc atá áon cumasach láidir
ag an TTigearna, noc atá amhuil
cloicsneacta, agus amhuil stoirm díog-
bálac, amhuil tuile uisgeó neartmar ag
dul tar bruách; caitfid sé síos cum
na talman leis an láim iad.
3. Coróin a núabair, lus meisge Ep-
raim sailteorthar fáoi chosuibh
iad.
4. Agus biáid an maise glórmar,
noc atá ar ceann an gleanna méit mar
blát crion, agus amhuil an toradh lúat
roime an tsamradh; noc do ci an té
féucus ⁊, agus an feadh bios fós
iona láim, itid sé súas é.
5. Anṡa ló sin biáid Tigearna na
slóg mar choróin sgéime, agus mar
diadem glóire ⁊ an ccuid oile dá
muintir.
6. Agus mar spioraid breitheam-
nuis don ti suighios a mbreitheamnus,
agus mar neart don luct iompoighios
an cat ag an ngeata.
7. Acht do seachránadarsan fós
tré fion, agus tré dig láidir, atáid
as a tslighe: do seachránn an sa-
gart, agus an fáigh tré dig láidir,
do slugeadh súas iad lé fion; a-
táid as a tslighe tré dhigh lái-
dir, seachránuid a bfis, oilbéimid a
mbreitheamnus.
8. Oir atá a nuile clár lán do
sgeathrugh, agus do salcar: ni bfuil
áon áit [glan.]
9. Cia dá múinfid sé eolus? cia ⁊
a ttiubra sé teagasg do tuigsin?
an drong bearthar ó baine, agus tea-
ngtear ó na cíoib?
10. Oir atá aithne ⁊ aithne, aithne
⁊ aithne, line ⁊ line, line ar line, anso
began, agus ansúd began.
11. Oir is le puisinib * briotaca, † 1 Cor. 14. 21.
agus lé tengaid oile laibeorus sé ris
an bpobalso:
12. Ré ndubairt sé, isé so an so-
comal lé a ttiubartáoi suáimneas don
[duine] cointe, agus isé so an suaim-
neas: gideadh níor báill leó a clos.
13. Acht do bé focal an Tigearna
riu; aithne ⁊ aithne, aithne ⁊ aithne, line
⁊ line, line ⁊ line, anso began, agus
ansúd began; chor go nimeocaidis,
agus go ttiucfaidis ar a nais, agus
go mbeidis briste, agus ar na bgain-
téuradh, agus gabta.
14. Uimesin éistig focal an Tig-
earna, a dáoine tarcuisneca noc riag-
las an pobalso atá an Ierusalem.
15. Do brig go ndubrabar, do
rinneamar connradh ris an mbás, agus
atámaóid a réigteac ré hifrionn; a
nuáir racus an sciursa díbfeirgeac
tort, ni tiucfa sé orruinne: óir do rinn-
eamar ar ndidean don bréig, agus fáoi
an mbréig dfolcamar sinn féin.
16. Ar a nadbharsin is marso a
deir an Tigearna Dia, féuch cuirfid * Psal. 118.
mé * cloc a Sion mar bunáit, cloch 22.
dhearbhtha, cloch mhórluáigh cuaine, Math. 21.
bunáit dhaingean: an té creidios 42. Gníomh.
ní dena sé deithnios. 4. 11. 1 Pead. 2. 6
17. Cuirfe mé fós breitheamnus Romh. 9. 23
cum an line, agus fiurutar cum an & 10. 11.

plumma luáighe, agus sguabfaidh an
clochsneachta an díoghn ón mbréig, agus
tsileocháidh uisge a náit folaighte.
18. Agus cuirfidhear bhur ccunnradh
ris an mbás ar ccúl, agus ní seasfa
bhur réighteach ré hifrionn; a nuair ra-
chas an sciursa tsoillsigheach tairis, an-
sin sailteoraidhear síos sibhsi leis.
19. O a nam fa rachaidh sé amach,
glaca sé sibh; óir ó maidin go maidin
racha sé tairis do ló agus doidhche, agus
budh buaidhreadh an tuarusgbháil a-
máin do thuigsin.
20. Oir is giorra an leaba ná
mar do fhéadfadh duine é féin do shí-
neadh innte: agus an folach ní is
cumga ná mar do fhéadfadh duine é
féin do chrapadh ann.
21. Oir éireochaidh an Tighearna
suas amhail a sliabh * Perazim, biáidh
sé feargach amhail do bhi a ngleann *
Gibeon, chor go ndéanna sé a obair,
a obair iongantach, agus go ttiub-
ra cum críche a ghníomh iongantach.
22. Anois ar a nadhbharsin ná
bíthe bhur lucht magaidh, deagla go
ndéantaoi bhur cceangailte láidir: óir
do chúala mé ón Tighearna Dia na
slógh díothlughadh ar na ttiomsaidh ar
an ttalamh go hiomlán.
23. Tugaidh éisteacht, agus
cluinidh mo ghuth, éistidh, agus clu-
inidh mo ghlór.
24. An treabhann an treabhthach ar
feadh an laói do shíolchur? an bfos-
clann sé, agus an mbrisean sé fóide
a fheraini?
25. A nuair do ní sé aghaidh a
[thalmhan] mín, nach ttéilgionn sé a fiat-
ghal ar, agus nach sgaoileann an
cumin, agus nach ccuireann an cruith-
neacht is fearr, agus a neorna chinnte,
agus an segal iona áit?
26. Oir teagaisgidh a Dhia é cum
discréide, agus múinidh sé é.
27. Oir ní buailtear an fiatghal
lé sústa, ní mó iompoighthear roth
leám cantaca timcioll ar an ccu-
min: acht buailtear an fiatghail a mach
lé maide, agus an cumin lé slait.

* 2 Sam. 5. 20. 1 Croin. 14. 12.
* Jos. 10. 11. 2 Sam. 5.25. 1 Croin. 14. 16.

28. Brúightior [arbhar] a naráin
do bhrígh nach bia sé choidhche buáladh,
agus nach brisfidh é lé roitlin a
chartach, agus nach brúighfidh é lé
marcsluagh.
29. Thig so mar an ccéadna ó
Thighearna na slóg, noch atá iongan-
tach a ccomhairle, agus oirdheirc a
noibhriughadh.

## CAIB. 29.

AMhairg do Ariel, do Ari-
el an chathrach ionar chomhnaidh
Dáibhi: cuiridhsi bliadhain a
ccionn bliadhna; marbhaidis
iodbarta.
2. Tháir sin goirteochaidh mé Ari-
el, agus biáidh dobrón agus tuirse
ansin, agus biáidh sé damhsa mar A-
riel.
3. Agus do dhéana mé forlongport
ad aghaidh timcioll fá ccuáirt, a-
gus cuirfe mé sluágh ad aghaidh ma-
ille ré daingneach, agus tóigfe mé
sunc ad aghaidh.
4. Agus bértar síos tú, agus
laibheora tú as an ccriáidh, agus
biáidh do chaint amach as an luait-
readh, agus biáidh do ghuth mar áon
agá mbi leannán sighe as an ttalamh, Mat.15. Mar.9.6.
agus do dhéana do ghlór píogarnach
as an luaithreadh.
5. Tuilleamh oile, biáidh iomad do
choimhightech cosmhail ré luaithreadh mín,
agus biáidh iomad na ndaoine uat-
bhásach mar an lócán imthighios: biáidh
sin fós ar ball go hobann.
6. Do dhéana Tighearna na slógh
cuáirt agad maille ré toirnig, agus Jer.49. 7 Cor 1.19.
lé crioththalmhan, agus lé tormán
mór, lé stoirm, agus lé hanfa, agus
lé lasair teineadh loisgnighe.
7. Agus biáidh iomad na nuile
chineadh noch thróidios a naghaidh
Ariel, eadhon gach a ttroidionn na Eccles. 23.
haghaidh

## CAIB. 30.

AMhairg don cloinn ceannuighid,
a deir an Tighearna, ghabhus
comhairle, agus nach uaimse;
agus folchas lé folach, as
ní lé mo spioraidsi, ionnus go ccuir-
fidis peacadh a gceann peacaidh:
2. Noch siubhluighios do dhul síos don
Négipt, (agus nar iarr ar mo bhéulsa)
dá neartughadh féin a neart Pharao,
agus do dhóthchughadh a sgáile na Hé-
gipte.
3. Uime sin biaidh neart Pharao na
náire dáoibhsi, agus bhur ndóigh a sgáile
na Hégipte bhur naidhmilleadh.
4. Oir do bhádar a phrionnsadh a So-
an, agus thangadar a teachta ga Hanes.
5. Do bhádar uile náireach fa phobal,
nach arfeudfadh tarbhughadh dóibh, agus nach
raibh na gcunghnamh nó na sochar, acht
na náire agus fós na mioclú.
6. Ualach beathach an deisceirt: go
tír na buaidheartha, agus na goimhe, as
a ttig an leoman óg agus sean, an bi-
per, agus an nathair nimhe eitil theintighe,
iomchoruid siad a saidhbhrios ar ghuaillibh
assal óg, agus a ionnmhus ar chruitibh
cámall chum pobail nach ttarbheochaidh
dóibh.
7. Oir budh díomhaoin cunghnamh na
Négipteach, gan bhrigh ar bith: uime sin
do éigh misi ar a shonsa, sé a neart fan-
mhain na chomhnuidhe.
8. Anois éirigh, scríobh é a cclár ar
a ccoinne, agus cuir a leabhar é, chor
go mbi ag a naimsir thiucfas go bráth
agus go siorruidhe:
9. Gur pobal cogthach iad, clann
bhréagach, clann le nach áill dligheadh an Ti-
ghearna do chluinsion:
10. Noch a deir ris na féuchadóiribh,
ná faicidh: agus ris na fáighibh ná tai-
rngiridh dhúinne neithe cearta: labhraidh rinne
neithe bláithe, tairngiridh cealga.
11. Téighidh amach as a tslighe, fillidh
do leathtaoibh as an ccasán: tugaidh
ar áon naomhtha Israel cosg romh-
uinn.
12. Ar a naobharsin is marso a
deir áon náomhtha Israel, do bhrigh go
ttarcuisnighthi an bhriatharsa, agus
go ccurthaoi bhur ndóthchus a nainleath-
trom agus a nurchóid, agus go bhfan-
taói orrasin.
13. Uime sin biáidh an tsiccearthso
dáoibhsi man bhriseadh ullamh chum tuite-
ma, ag at amach a mballa árd, a ttig
a bhriseadh ar ball go hobann.
14. Agus brisfe sé é amhuil bris-
te soithighe a nuisge bhristior na blogh-
uibh, ní choigeola sé; ionnus nach bhfuigh-
thear iona bhriseadh píosa le a mbeartaói
teine ón teallach, nó leis a ttiubhar-
thaói uisge as an log.
15. Oir is marso a deir an Tighear-
na Dia, neach náomhtha Israel, a niompogh
agus a suáimhnios bheithi tárrthuighthe, a
cciúnas agus a ndóthchus bhias bhur
neart; agus níor bháill libh.
16. Acht a dubhrabhairsi, ní headh óir
teithfiom ar eachaibh: uime sin teithfidhe-
si: agus do dhéunamne marcuigheacht
ar [mbeathach] lúath: ar a naobharsin
bias an luchd leanfas sibh lúath.
17. Teithfidh aon míle [duine] le hach-
mhusán aóin, lé hachmhusán cúigir teith-
fidhe; nó go bhfágthar sibh mar mhaolán ar
mhullach an tsléibhe, amhuil bratach an chnoc.
18. Gidheadh fuireithmigh an Tighear-
na ré beith grásamhuil dáoibh: agus
áirdeochthar uime sin é, chor go ndéanna
sé trócaire oruibh; óir is Dia breitheam-
nuis an Tighearna, is * beannuigh an méid
fhuireithios air. • Psal. 2. 12. & 34. 8. Sean. 16. 14.
19. Oir áitreobhuidh na dáoine a Si- Jer. 17. 7.
on ann Ierusalem; ní ghuilfidh tú ní sa
mó, biaidh sé ro ghrásamhuil ort ar
gclunsion ghotha héighim; a nuáir do
chluinfidh sé sin, freagoruidh sé tu.
20. Agus mátá go ttabhra an Ti-
ghearna arán na haindeisi dáoibhsi, agus
uisge an smachtuighthe, gidheadh ní háthroc-
thar do luchd teagaisg a ccoirnéul ní as
mó; acht chífidh do shúile do luchd teagaisg.
21. Agus

21. Agus cluinfid do chluasa fo-
cal táobh siar díot, dá rádh, si so an
tslighe, siubhluighidh innte; a nuáir fill-
fidhe ar an láimh dheis, agus a nuáir
fillfidhe ar an láimh chlé.
22. Truaillfighthi fós folach hio-
mháigheadh greanta dairgiod, agus córu-
ghadh hiomháigheadh leaghtha dóir: teilgfidh
tú uáit iad amhail sodach salach, a deara
tú ris, imthigh as so.
23. Annsin do bhéara sé fearthuinn do
shíl le a síolchuirfe tú tfearann, agus
arán do bhiseach na talmhan, agus biáidh
sé méith, agus tóirtheach: annsa ló sin
ingheiltfid háirnéis a machairighibh fairsinge.
24. Na daimh fós agus na hassail
óga, noch threabhus an fearann, iossuid
beatha ghlan, noch do cháitheadh leis a sluá-
sadaibh, agus leis a ccriathar.
25. Agus biáidh ar gach uile shliabh
árd, agus ar gach cnoc árd sruotha
agus caisearda uisgeadh a ló a náir móir,
a nuair thuitfid na tuir.
26. Tuilleadh oile, biáidh solus na
gealuidhe mar solus na gréine, agus
biáidh solus na gréine seachtmodhadh, mar
solus seacht lá annsa ló a gceangoluidh an
Tighearna súas briseadh a phobail, agus
leighisfidh builla a chneidhe.
27. Féuch, thig ainm an Tighearna ó
imchéin ag losgadh le na fheirg, agus
is trom a úalachsin; atáid a phuisinighe
lán dfeirg, agus a theanga amhuil teine
loisgnighe.
28. Agus roichfidh a anál amhuil
tuile tar bruách go lár an mhuinéil, do
chriathradh na ccineadhach lé criathar an
díomhaóinis: agus biáidh srian a ngiall-
uibh an phobail dá tabhairt orra seachrán
do dhéanaimh.
29. Biáidh caintic amhuil annsa noidh-
che, a nuair naomhthar an tsollamoin, a-
gus gáirdeachus croidhe amhail mar théid
duine le píob do dhul ar shliabh an Tighearna
go háon cumhachtach Israel.
30. Agus do bhéara an Tighearna fa
deara a ghuth glórmhar do chluinsion, agus
foillseochuidh sé tuirling a láimhe a nuas
maille re díoghaltas a fheirge, agus
lé lasair theineadh sgriosta maille re sga-
badh, lé harsa, agus lé cloichsneachta.
31. Oir is tré ghuth an Tighearna
buáilfighear an tAssirianach síos, noch
do buáil lé slait.
32. Agus biáidh gach imtheacht na
slaite seasmhuigh noch leagfas an Tighear-
na air, maille re tiompanuibh, agus re
cláirseachaibh, agus a ccathaibh crioth-
nuighthe throidfios sé leis.
33. Oir do hórduigheadh Topet ón
tseanaimsir; isead don Righ fós do
hullmhuigheadh é, do rinne sé domhuin
agus leathan é: sé a ghladhsin teine,
agus iomad connaidh, lasaidh anál an Ti-
ghearna é amhuil sruth ruibhe.

---

Caib. 31.


Mhairg don droing théid síos
don Négipt chum cabhra, a-
gus fhanas ar eachaibh, agus
dhóthchuisighios a ccarba-
duibh, do bhrígh go bhfuilid
iomadamhuil; agus a marcshluagh do
bhrígh go bhfuilid láidir: acht ni fhéchuid
siad dáon naomhtha Israel, ni iarruid si-
ad an Tighearna.
2. Gidheadh atá seision fós críonna,
agus do bhéara sé olc, agus ni ghoirfidh
a bhriathra air ais: acht éireochuidh sé a
naghuidh tighe na mighniomhach, agus a na-
ghaidh chuidighthe na ndruinge oibrighios
éigceart.
3. Anois is daoine na hÉgiptuigh
agus ni Día, agus is feóil a neich, a-
gus ni spiorad: a nuáir sínfios an
Tighearna a láimh amach, tuitfid araon
an té chuidighios, agus tuitfid síos an
té ré a gcuidightior, agus failleochuid
siad uile a néinfheacht.
4. Oir is marso do labhair an Tighear-
na riomsa: amhuil mar bhúirios an leo-
mhan agus an leomhan óg air a chreich, a
nuáir goirthear mórán áodhaireadh amach na
adhaigh, ni biáidh eagla a ngotha air, agus ni
isleochar é ar son a ttormáin: marsin

ṫiucfas Tiġearna na slóġ a núas do ċroid ar son sléiḃe Sion, agus ar son a ċnoicsin.

5. Mar éunuiḃ ag eitiolluiġ, is mar sin ċuimdeoċus Tiġearna na slóġ Ierusalem: agá cumdaċ fós, sáorfa sé í, ⁊ gabáil ṫairis, cuimdeoċuiḋ sé í.

6. Filliḋsi ċum an té ór iompoiġeadar clann Israel go doṁuin.

‡ Caib. 2. 20. 7. Oir ansa ló sin * teilgfiḋ gaċ nduine úaḋ a ioḋail airgid agus a ioḋail óir, noċ do riṅnedar bur láṁa féin diḃ mar ṗeacaḋ.

8. Annsin ṫuitfios an Tassirianaċ leis an ccloiḋeaṁ ni lé duine láidir, agus ni cloiḋeaṁ duine uirisil ṁuirfios é: aċt teiṫfiḋ ré ón ccloiḋeaṁ, agus claóiḋfiġear a ḋaóine óga.

9. Agus raċaiḋ sé anonn dá ionad didin lé heagla, agus béid a ṗrionnsaḋa eaglaċ roime an mbratuiġ, a deir an Tiġearna, a bfuil a ṫeiniḋ a Sion, agus a ḟuirnis an Ierusalem.

---

## CAIB. 32.

FEuċ, riġfiḋ Riġ a bfireantas, agus riaġloċuiḋ prionnsaḋa a mbreiṫeaṁnus.

2. Agus biáiḋ neaċ mar áit fasgaiḋ ón ġaóiṫ, agus mar ḟolaċ ó nanfa: amhuil aiḃne uisge a náit ṫirm, amail sgáile carrge móire a bfearann ṫartṁar.

3. Agus ni béid súile na ndaoine do ċifeas, ceoḋaċ; agus éistfiḋ clúasa na ndaóine ċluinfios.

4. Tuigfiḋ fós croiḋe na ndaóine mearġánta eolus, ⁊ biáiḋ teanga na mbriotaċ réiḋ ċum labarṫa go soilléir.

5. Ni goirfiġear an tamadán ni sa ṁó dáonnasaċ, agus ni haibeorṫar an santaċ do beiṫ saiḋbir.

6. Oir laibeoruiḋ an tamadán amadánas, agus oibreoċuiḋ a ċroiḋe éigceart, do ġnáṫuġaḋ fuarċrábuiḋ agus do labairt earráide a naġaiḋ an Tiġearna, do ḋéanaṁ anma a nocraiġ folaṁ, agus do ḃeana ar ḋiġ an tartṁair failliuġaḋ.

7. Is olc fós soiṫiġiḋ an tsantuiġ: tionnsgnuiḋ sé droiċṫionnsganta do sgrios an boiċt le briaṫraiḃ bréagaċa, eadhon a nuáir labras an teasbuiḋeach go ceart.

8. Aċt tionnsgnuiḋh an duine dáonnasach neiṫe dáonnasaca, agus lé neiṫiḃ dáonnasacha seasfas sé.

9. Eirġiḋe suas a ṁná súaimneaċa, cluiniḋ mo ġuṫ, a inġeana dóṫċusacha, tugaiḋ éisteaċt dom ġlór.

10. Beiṫi mórán do láeṫiḃ, agus do bliaḋnuiḃ buáiḋearṫa, sibsi a ṁná dóṫċusacha: óir failleochuidh cruinniughadh na ngráputġeaḋ, ni ṫiucfaiḋ an toradh.

11. Criotnuiġiḋ a ṁná súaimneacha, biṫi buáidhearṫa a ṁná dóṫċusacha: nochtaiḋ sib, agus deanaiḋ sib féin lomnocht, agus criosluighidh saicéadach ar bur leasraiḃ.

12. Guilfiḋ siad ar son na ccioch, ar son na maḋ min, ar son na fineaṁna tórṫuiġ.

13. Tiucfaiḋ dosáin agus dreasa ar ḟearann mo pobail, fós ar uile ṫiġṫiḃ an ġáirdeaċuis a ccaṫruiġ an tsóláis.

14. Do bríġ go ttréigfiġear na pálás, go bfuigfiġear iomad na ccaiṫreach, béid na puirt, agus na tuir na nuaṁuiḃ go bráṫ, gáirdeaċus assal fiadhta, inbear na ttréud.

15. Nó go ndóirtear an spiorad oruinn ó náird súas, agus go raiḃ an fásach na ṁaġ ṫóirṫeach, agus go measdar an maḋ tóirṫeach na ḟoraóis.

16. Ann sin áitreoḃuiḋ * breiṫeaṁnus ansa bfásach, agus biáiḋ ceart na chomhnuidhe ansa madh tthóirtheaṁuil. ‡Caib. 11. 17.

17. Agus buḋ síoṫchháin obair na fireuntachda, agus budh suáimneas eifeacht a nionnracuis, agus daingion go bráṫ.

18. Agus coimneochuidh mo ṗobal-sa a náitreaḃ síothchánta, ⁊ a ttigṫiḃ daingne,

daingne, agus a socamul suáimnighe.
19. A nuáir thuitfeas sé cloiċ-
sneaċta ag teacht a nuas ⁊ an bfo-
raois, agus isleochthar an caṫair i
féin a monad isiol.
20. Is beannuighthe sibh a dhrong sioltu-
ighios láimh ris na huile uisgeadhaibh, chu-
rios amach cos an daimh, agus a nas-
aill.

## Caib. 33.

MHairg dhuitsi, noċ argnios,
agus naċ ar hargneadh tú,
agus do ni go feallṫach,
agus naċh dearnadar go
feallṫach riot: a nuáir
sguirfeas tú do millteachus, millfighear
tú, agus a nuáir sguirfios tú do
dhénamh go feallṫaċ, do dhénaid siadsan
go feallṫach riotsa.
2. O a Thighearna, bi grásamhuil
dhúinn, do feitheamar ort: bi ad rígh a-
ca gach maidin, ar slánughadh fós a
nam na buáidhearṫa.
3. Fa ghuth an ghionaic do teiṫ an
pobal: ar do tógbháilse suas do
sgabadh na cineadhaċa.
4. Agus cruinneoċtar bur niondáil
amhuil cruinniughadh an ċaterpiller:
mar siubal an lócuste, ag dul
tríd.
5. Atá an Tighearna ar na árdu-
ghadh; óir áitreabhuidh sé ar árd: do lion
sé Sion lé breitheamhnus, agus lé fírin-
Caib.32.17 teaċ.
6. Agus eagna, agus eolus bus
cothughadh dot aimsearuibhsi, agus neart
slánuighthe: isé eagla an Tighearna a
ionmhus.
7. Féuċ, éigheoid a ngaisgidh amuigh,
guilfid teachta na siothcána go ghéur.
8. Atáid na slighthe móra na bfá-
saċ, sguirid an fear turais: do bhris
an cunnradh, do tarcuisnigh sé na caith-
reacha, ni bhfuil suim aige a naondhuine.
9. Atá an talamh ag caói, agus
ag seargadh: atá Lebanon náireċ, a-
gus ar na ghearradh sios: atá Sáron
cosmhail ré diothramh, agus croitidh
Basan agus Carmel a ttoirthe diobh.
10. Anois éireoċhaidh mé a deir an
Tighearna: anois áirdeoċtar mé, anois
tóigfear mé suas mé féin.
11. Cáith bus toirrċios dibhsi bheur-
thaoi connlaċ: loisgfidh bur nanál sibh
amhuil teine.
12. Agus biáidh an pobal mar los-
gadh aóil: mar dhosa ghearrṫa loisg-
fighear ann sa teine iad.
13. Cluinidhsi a dhream atá a bfad
uáim, cred do rinne mé; agus a lucht
atá láimh riom, admhuighidhsi mo ċumha-
ċta.
14. Atáid peacaiġ Sion eaglaċ, do
lion eagla na fuarċráibhtiġ [ga ráo,]
cia áitreoċhus eadruinn maille le loisgthib
sioruidhe?
15. An té * siublughios go hionra- * Psal. 15. 2.
ic, agus labhrus go díreċ, an té & 24. 4.
tharcuisnighios tairbhe na hécóra,
ċroitios a lámh ó ghlacadh ċumhṫa,
stopas a ċluása ó ċluinsion fola, ⁊
dhruidios a shúile ó faicsin uilc:
16. Áitreoċhaidh an téssi go hárd:
budh iad daingneċ na ccarrag a áit
cumdhaigh, do bhéarthar arán dó, budh
dearbhṫa a uisge.
17. Do ċifid do shúile an Rígh iona
sgéim, do ċifid an talamh atá a bfad
úaṫa.
18. Smuáinteoċhaidh do ċroidhe úa-
man: cáit a bhfuil an † sgríbhneóir?
cáit a bhfuil an glacadóir? cáit a † 1 Cor. 1. 20.
bhfuil an té áirmheas na tuir?
19. Ni faicfe tú daóine fíochma-
ra: daóine do ghlór is doimhne ná
mar fhédas tú do thuigsin, do theang-
gaidh bhriotaidh gan tuigse.
20. Féuċ ar Shion caṫair ar solla-
montasa: do ċifid do shúile Ierusa-
lem na áitreabh suáimnigh, taberna-
cuil naċ ccuirfighear sios: ni cor-
roċtar áon dá ċuáillib go bráth,
agus ni brisfighear áon dá cordai-
ghib.

21. Acht

21. Acht annsin biaidh an Tighearna glórṁar dhúinn na áit sroṫa leaṫan agus caisleaḋ, mar nach raċa áonlong le ráṁaiḃ: ní mo ġeaḃus áonlong ṁeirrgánta ṫairis.

22. Oir is é an Tighearna ar mbreiṫeaṁ: is é an Tighearna tabharṫach ar ndliġe: is é an Tighearna ar Riġ: coiṁdeoċuiḋ sé sinn.

23. Atáid do ċáblaiġe sgaóilte; níor ḟéadadar go maiṫ a ccrann seóil do neartuġaḋ, níor ḟéadadar a seóil do leaṫnuġaḋ: annsin do roinneaḋ creaċ ṫóala móire, béurfuiḋ an bacach an ċreaċ leis.

24. Agus ní aibeoruiḋ an táitreaḃṫaċ, atáim tinn: na daoine áiṫreaḃus annsin, maiṫfiġear dóiḃ a néigceart.

## CAIB. 34



Tigiḋ a ngar, a ċineaḋaċa, déisdeaḋ, agus tugaiḋ aire, a ṗobal: cluineaḋ an talaṁ, agus gaċ a bḟuil ann, an saoġal agus gaċ a ttig amach as.

2. Oir atá dioḃḟeirg an Tighearna ar na huile ċineaḋaċaiḃ, agus a ṫeas feirge air a nuile sluaġ; do sgrios sé ṫrid amaċ iad, ṫug sé do nárṁaċ iad.

3. Teilgfiġear fós a marḃ amach, agus tiucfaiḋ a mbréuntas súas as a cconablaċaiḃ, agus leaġfuiġear na sléiḃte le na bḟuil.

4. Agus cuirfiġear ó ċéile uile ṡluaġ nime, agus crapfuiġear na
† Taisb. 6.14. flaiṫis a ccionn a ċéile aṁuil * sgrola: agus tuitfiḋ a sluaġ uile síos, mar ṫuitios an duille do nfíneaṁuin,
* Taisb. 6.13. agus aṁuil fíge ṫuiteas * don ċrann fíġe.

5. Oir biaiḋ mo ċloiḋioṁ ar na foṫragaḋ a bḟlaiṫeaṁnus: féuċ, tiucfuiḋ sé a núas ar Idumea, agus ar ṗobal mo ṁallaċt ċum breiṫeaṁnuis.

6. Atá cloiḋioṁ an Tighearna líonta dfuil, do rinneaḋ méaṫ lé méaṫus é, agus lé fuil úan, agus ġaḃar, agus le geir dubán na reiṫeaḋ: óir atá ioḋbairt ag an tTighearna a mBosrah, agus ár mór a ttír Idumea.

7. Agus tiucfaid na hunicorn léo a núas, agus na bulóga leis na tarbuiḃ, agus fliuċfuiġear a bḟearann lé fuil, agus do déantar a luaiṫreaḋ méiṫ le méaṫus.

8. Oir is é lá dioġaltais an * Tighearna é, agus bliadain na luáiḋeasa ar son imreasuin Shion. † Caib. 63.

9. Agus iompoċar a sroṫa sin a bpic, agus a luáiṫreaḋ a ruiḃ, agus a ḟearann ċum beiṫ na ṗic loisgniġ.

10. Ní múċfuiġear a noiḋċe ná a ló é, * raċaiḋ a ḋeataċ súas go braṫ: ó ġinealaċ go ginealaċ biaiḋ sé aonránaċ, ní ġeaba duine ar biṫ ṫrid go saoġal na saoġal. * Taisb. 14. 11. & 19. 3.

11. Acht * sealḃoċuiḋ an fiaċ mara, agus an buṁán lán é, coiṁneoċuiḋ fós an tulċabcán, agus an fiaċ dub ann, agus sínfiḋ sé dorúba a naiḋmillte fair, agus cloċa na foilme. † Sopho. 2.14. Taisb. 18.2.

12. Goirfiḋ siad a uáisle ċum na ríoġaċta, aċt ní biaiḋ áonduine ann sin, agus buḋ neimni a ṗrionnsaḋa uile.

13. Agus tiucfuiḋ droiġne tré na pálásaiḃ, neantóg agus dreasóga iona ndaingneaċaiḃ: agus biaiḋ sí na háitreaḃ dragún, agus na cúirt dulċabcánuiḃ.

14. Teigeoṁuiḋ fós beaṫuiġ állta an dioṫraim ré beaṫuiġiḃ állta a noiléin, agus goirfiḋ an sáitir a ċompánaċ: suáimneoċuiḋ fós an ċoinnsgriḃóg annsin, agus do ġeaba sí áit ċoṁnuiġe di féin.

15. Is ann sin do déana an tulċabcán mór a neaḋ, agus luiḋfios, agus goirfios, agus ċruinneoċus fa na sgáṫ; annsin fós cruinneoċuiḋ na bultuir gaċ áon maille re na ċompánaċ.

16. Iarruiḋsi amaċ as leaḃar an Tighearna, agus léiġiḋ; ní failleoċuiḋ

áon díobsa, ni biáiḋ easbhuidh a ċompan-
uigh ar áon díob: óir daiṫin mo
ḃéulsa é, agus do ċruinnig a spioraḋ
iad.

17. Agus do ṫeilg sé crannċar
ar a son, agus do roinn a lám eattor-
ra é lé slabraḋ: sealbóċuid siad go
bráṫ é, ó ġinealaċ go ginealaċ comnóċ-
uid ann.

---

## CAIB. 35.

Biáiḋ lúaṫġáir ag an bfásaċ,
agus ar a náit áonránuiġ
ar a son, agus gáirdeoċuiḋ
an díoṫram, agus bláṫoċ-
uiḋ sé amhuil rósa.

2. Bláṫoċuiḋ sé go líonmhar, gáir-
deoċuiḋ sé fós lé lúaṫġáir, agus le
céol: do bérṫar glóir Lebanon dó,
oirdearcus Charmel, agus Sharon:
do ċífid siad glóir an Tiġearna, a-
gus oirdearcus ar Ndé-ne.

* Ebhr. 12. 12.
3. * Neartuiġidhsi na láma laga,
agus daingniġiḋ na glúine lítteréoraċ.

4. Abruiḋ ris a ndroing agá bfuil
croiḋe eaglaċ, bíṫi láidir, ná himeagluiġ-
ġiḋ: féuċuiḋ tiucfaiḋ bhur Ndia lé
dioġaltas, tiucfaiḋ Dia lé luáiḋeas:
tiucfa sé, agus sáorfa sé sib.

† Math. 9. 27. & 11. 5. & 12. 22. & 20. 30. & 21. 14. Eoin. 9. 6, 7.
5. Ann sin oisceoltar * súile na
ndall, agus biáiḋ clúasa * na mbodhar
gan stopaḋ.

* Math 11. 5. Marc. 7. 32. † Math. 11. 5. & 15. 30. & 21. 14. Eoin. 5. 8, 9. Gniomh. 3. 2. & 8. 7. & 14. 8. Math. 9. 32 & 12. 22. & 15. 30. Eoin. 7. 38, 39.
6. Annsin lingfios an duine * ba-
cach amhuil fiaḋ, agus canfuiḋ teanga
an bailb * céol; agus brisfid * uis-
geaḋa amaċ ansa bfásaċ, agus sru-
ṫáin ansa díoṫram.

7. Agus tiucfuiḋ an fearann tirim
ċum beiṫ na loċán, agus an fearann
tartmhar na ssroṫaib uisge: a náit-
reabh na ndragún, mar a luiġionn gaċ
áon, biáiḋ féur, maille re giolċaċ,
agus re lúaċair.

8. Agus biáiḋ sliġe mór ann sin,
agus bealaċ, agus goirfiġear de bealaċ
na náomṫaċta; ni siubholuiḋ na neamhgloin
triḋ, aċt biáiḋ sé na ccoimhesion: an
fear siubhail, agus na hamadáin, ni
raċuid a mugha ann.

9. Ni biáiḋ leoman ar biṫ annsin, ni
mó raċus aóinbeaṫach fúadhuiġṫe súas
ann, ni bfuiġṫior annsin é: acht siu-
bholuidh an drong fúascaltar ann.

10. Agus fillfiḋ an méiḋ * fúas-
glas an Tiġearna, agus tiucfuiḋ go † Caib. 51. 11.
Sion maille re céol, agus re gáir-
deaċus síorruiḋe ar a ccennuib: glac-
fuiḋ siad gáirdeachus agus lúaṫ-
ġáir, agus teiṫfiḋ dóbrón agus
osnaḋach úaṫa.

---

## CAIB. 36.

Anois tárla * ansa ċeaṫra- † 2 Riogh. 18.
maḋ bliaḋain déug don Riġ 13. 2 Croin.
Hesechiah, go tteáinic Se- 32. 1.
nacherib Riġ na Hassiria,
súas a naġaiḋ uile ċaiṫreaċ dain-
gean Iúdah, agus gur ġab sé iad.

2. Agus do ċuir Riġ na Hassiria
Rabsáceh ó Lachis go Hierusalem
gus an Riġ Hesechiah maille re slúaġ
mór: agus do sheas sé láim re píob to-
baír an loċáin úasaraiġ a sliġe móir
ṁaċaire a núcaire.

3. Ann sin ṫáinic ċuige amaċ Elia-
cim mac Hilciah, noċ do bí ós cionn an
tiġe, agus Sebna an scribneóir, agus
Ioah mac Asaph an cuimniġṫeóir.

4. Agus a dubhairt Rabsáceh riu,
abruiḋsi anois re Hesechiah, is marso
a deir an Riġ mór, Riġ na Hassiria,
creḋ é an daingnios iona bfuil do ḋóṫ-
ċus.

5. A deirim, as is briaṫra díomhaói-
ne iad, atá comhairle agus neart agum-
sa ċum cogaiḋ: anois cia as a bfuil
do ḋóṫċus, as a bfuil tú ag cogaḋ
am aghuiḋhsi?

6. Féuch, dóṫċuiġ tú * a maide † Esech. 29. 7.

giolcaighe briste, air a Négipt: noc
má ingion duine é, racas an a láim,
agus tollfas í: marsin atá Pha-
rao Righ na Hégipte do gach áon
chreidios a dhóigh ann.
7. Acht má deir tusa riomsa, atá
ar ndóchus annsa Tighearna ar Ndia:
nach eision an té a rug Hesechiah a áite
árda agus a altóra leis, agus a du-
bhairt ré Iudah, agus re Ierusalem, a-
dhortaoi a bfiadhnuise na haltórasa?
8. A nois ara naoidhbarsin, guidhim
thú, tabhair braighde dom mhaighistirse
Righ na Hassiria, agus do bhéara misi
duitsi dá míle each: mas féidir leatsa
marcsluagh do chur orra.
9. Cionnus marsin iompochus tú
ár ccúl aghaidh áon chaptin amháin do
na seirbhiseachaibh is luga ag mo mhai-
ghistir, ⁊ chuireas tú do dhóigh annsa
Négipt, ar son carbad agus marc-
sluáigh?
10. Agus an ttáinic misi a nois
a nios gan an Tighearna a naghaidh na
tíresi dá sgrios? a dubhairt an Ti-
ghearna riom, imthigh suas a naghaidh
na tíresin, agus sgrios í.
11. Annsin a dubhairt Eliacim agus
Sebna, agus Ioah re Rabsaceh: gui-
dhim thú, labhair re do sheirbhisigh-
ibh san teangaidh Shiriantha; óir
tuigmid í: agus ná labhair rinn san teang-
gaidh Iúdaigh a ccluasaibh an po-
bail, noc atá ar an mballa.
12. Acht a dubhairt Rabsaceh, nar
chuir mo mhaighistir misi chum do
mhaighistirsi agus chugadsa, do la-
bhairt na mbriatharso? nach ar chuir
sé mé cum na ndaóine noch suidhios
ar an mballa, chor go níosdáis a ng-
cach féin, agus go nibhedis a mún
féin maille ribhsi?
13. Ann sin do sheas Rabsaceh, agus
deigh sé do ghuth árd san teangaidh
Iúdaighe, agus a dubhairt: éistighsi
briathra an Righ mhóir, Righ na Has-
siria.
14. Marso a deir an Righ; ná
mealladh Hesechiah sibh, óir ni biaidh
sé a chumas bur ccosnamh.

15. Agus ná tugadh Hesechiah or-
raibh dóchus adh ann sa Tighearna, ga
rádh, sáorfaidh an Tighearna sinn gan
amarus; ni sechodar an chathairsi a
láimh Righ na Hassiria.
16. Ná héistigh re Hesechiah:
óir is marso a deir Righ na Hassiria,
déanaidh réiteach riomsa maille re cu-
mha, agus tigidh amach chugam, a-
gus ithe gach áon agaibh dá fínemhain,
agus gach áon da chrann fíge, agus
ibhidhsi gach áon agaibh uisge a thiu-
braide féin.
17. Nó go tti misi, agus go mbei-
ridh mé liom sibh go tír cosmhail re bur
ttir féin, dúthaigh arbha agus fío-
na, dúthaigh arain, agus lubhgort
fínemhna,
18. [Bídhi an bur ccoimhéd] deagla
go ccorrochadh Hesechiah sibh, ga rádh,
sáorfaidh an Tighearna sinn: nar sháor
áon do dhéibh na ccineadhach a dhúthaigh
as láim Righ na Hassiria?
19. Cáit a bfuilid dée Hamat, sar-
phad? cáit a bfuilid dée Sepharbaim?
agus nar sháoradar Samária as mo
láimse?
20. Cia hiad a measg uile dhée na
ttiortadh so do sháor a ndúthaigh as
mo láimsi, as a sáorfadh an Tighearna
Ierusalem as mo láim?
21. Acht do thosdadarsan, agus
níor freagradar áon focal dó: óir do
bi aithne an Righ, ga rádh, ná freagraidh
é.
22. Annsin táinic Eliachim mac Hil-
ciah, noc do bi ós cionn an tighe agus
Sebna an scríbneóir, agus Ioah mac
Asaph an cuimnightheóir, go Hese-
ciah go na néudaighibh reubtha, agus din-
siodar dó briathra Rabsaceh.

## CAIB. 37.

†2 Righ. 19. 1. &c.

Agus tárla* a nuáir do chúala an Righ Hezeciah sin, gur bris sé a éadach, agus dfolaigh sé é féin lé saiceadach, agus do chuáidh sé go tigh an Tigheanna.

2. Agus do chuir sé Eliácim, noch do bhí ós cionn an tighe, agus Sebna an scríbhneóir, agus sinsir na sagart folaighthe lé saiceadach gus an bfáidh Isaiah mhac Amos.

3. Agus a dubhradar ris, is marso a deir Hezeciah, is lá buáidhearta, agus bagair, agus blasphémigh an lá so: óir tangadar na leinbh a náit a mbeirthe, agus ni bhfuil neart ar a mbreith.

4. Do bféidir go ccluinfeadh an Tigherna do Dhia se briathra Rabsáceh, noch do chuir Righ na Hassiria a maighistir do maslughadh an Dé bhí, agus go naithbheoraidh sé na briathra do chúala an Tigherna do Dhia se; uime sin tóg súas hurnaigh ar son a nfuighill do fágbhadh.

5. Mar sin tangadar seirbhfoganntuighe an Righ Hezeciah go Hisaiah.

6. Agus a dubhairt Isaiah riu, marso a deartaoi ré bhur maighistir, is marso a deir an Tigherna; ná bíodh eagla ort ris na briathraibh do chúala tú, ré ar scannluighiodar seirbhfoganntuighe Righ na Hassiria misi.

7. Féuch, cuirfidh mé filleadh ann, agus cluinfidh sé torman agus fillfidh sé dhá thír féin, agus do bhearna mé air tuitim ris an ccloidheamh iona thír féin.

8. Mar sin dfill Rabsáceh, agus fuáir sé Righ na Hassiria ag cogadh a naghaidh Libnah; óir do chúala sé gur imthigh sé as Lachis.

9. Agus do chúaluigh sé dá rádh a ttaóibh Thirhacah Righ na Hetiopia, táinic sé amach do chogadh riotsa: agus a nuáir do chúala sé sin, do chuir sé teachdaireadha go Hezeciah, gha rádh,

10. Is marso laibheorthaói ré Hezeciah Righ Iúdah, ga rádh, ná mealladh do Dhia iona bhfuil do dhóigh tú, ga rádh, ni tiubhartar Ierusalem a láimh Righ na Hassiria.

11. Féuch, do chuala tú cred do rinneadar Righthe na Hassiria ris a nuile thír dá leirsgrios, agus an sáorfaighthear tusa?

12. Nar sáoradar dée na ccineadhach an mhéid do sgriosadar maithre sé, Gósan, agus Háran, agus Reseph, agus clann Eden, noch do bhí a Dtelassar?

13. Cáit a bhfuil Righ Hamat, agus Righ Arphad, agus Righ caithreacha Sepharbaim, Hena, agus Hibah?

14. Agus do ghlac Hezeciah an litir as láimh na tteachtadh, agus do léigh sé í: agus do chuáidh Hezeciah súas go tigh an Tigherna, agus do leathnuigh sé í a bfiadhnuise an Tigherna.

15. Agus do guidh Hezeciah chum an Tigherna, ga rádh.

16. O a Thigherna na slógh Dia Israel, noch áitreabhus edir na cherubhimibh, is tú an Dia, túsa féin amháin, do uile ríoghachtaibh na talmhan, is tú do rinne neamh agus talamh.

17. Claon do chluas, a Thigherna, agus cluin; oscail do shúile, a Thigherna, agus faic: agus éist uile bhriathra Shenacheribh, noch do chuir uadh do sgannlughadh an Dé bhí.

18. Go firinneach a Thigherna, do rinneadar Righthe na Hassiria fásach do na huile chinedhachaibh agus dá ttíorthaibh.

19. Agus do teilgeadar a ndée ann sa teine: óir nior dhée iad, acht obair lámh daoine, crann agus cloch; uime sin do sgriosadar iad.

20. A nois ar a nadhbharsin, a Thigherna ar Ndia, sáor sinn ó na láimh, ionnus go mbia a fios ag uile ríoghachtaibh

na talṁan gur tú an Tighearna, tusa féin amháin.

21. Ann sin do ċuir Isaiah mac Amos fios ċum Heseciah, gha ráḋ, is marso a deir an Tighearna, Dia Israel, a náit ar ghuiḋ tú mé a naghaiḋ Shenacherib Righ na Hassiria:

22. As so an focal do labhair an Tighearna dá ṫáob, do ṫarcuisnigh an ṁaighdion inghean Sion tú, agus do rad gáir foċmuide fúd, do ċroiṫ inghean Ierusalem a ceann ort.

23. Cia sgaṁluigh tú, agus cia ṁasluigh tú, agus cia a naghaiḋ ar árduigh tú do ghuṫ, agus ar ṫóg tú do ṡúile suas go hárd? eadhon a naghaiḋ aóin náoṁṫa Israel.

24. Le do ṡearbḟoghantuib do ṁasluigh tú an Tighearna, agus a dubhairt tú, lé hiomad mo ċarbad ṫáinic mé a nios go hárd na sliab, go himlib Lebanon, agus gearrfa mé sios crainn árraḟa Ceodair, agus toġa a ccrann giuṁuis: agus raċaiḋ mé a mullaċ a ṫeorann, agus a bḟoraóis a Charmel.

25. Do ṫochail mé, agus diḃ mé uisge, agus le bonn mo ċoise do ṫiormuigh mé suas uile ṡroṫa an daingin.

26. Naċ ccúalaiḋ tú fada ó ṡin cionnus do rinne misi é, agus ó na seanaimsearuib cionnus do ċum mé é? agus a nois do ċrioċnuigh mé é, ċor go mbeiṫisa ag deanaṁ fásaiḋ do ċaiṫreaċaiḃ daingne na ccárnuib folṁa.

27. Uime sin do ḃádar a náiṫreabhṫuigh ar beagán neirt, do lagaḋ agus do hainbḟaiṁeaḋ iad: do ḃádar amhuil féur na faighṫe, agus mar an luiḃ nglais, mar an bḟéur ar ṁullach na ttighṫeaḋ, agus mar gort séidṫe sul ḟásas sé suas.

28. Acht atá fios do ċoṁnuighe agamsa, agus do ḋul amaċ, agus do ṫeaċta a steaċ, agus do ċuṫaċ am aghaiḋsi.

29. Do bhrigh go ttáinic do ċuṫaċ am aghaiḋ, agus do ḃuaiḋreaḋ suas am ċluasaib: uime sin cuirfe mé mo ḋubán ann do ṡróin agus mo ṡrian ann do ḃéul, agus fillfe mé ar hais tú ann sa tslighe iona ttáinic tú.

30. Agus biáiḋso na ċomarṫa agad, iostaói an bliaḋainsi an ni ḟásas úaḋa féin, agus an dara bliaḋain an ni ḟásas dé sin, agus an treas bliaḋan, siolċuiriḋ, agus bainiḋ, agus plannduighiḋ fíneaṁna, agus itiḋ a ttoraḋsan.

31. Agus an fuighioll ḟuighfighear do ṫigh Iúdah geabhuid a rís freaṁ sios, agus do bearaid toraḋ suas.

32. Oir raċaiḋ fuighioll amaċ as Ierusalem, agus an dul as ó ṡliab Sion: do dēana * teasghrádh Thighearna na slógh so. *2 Righ. 19. 11. Caib. 9. 6.

33. Uime sin is marso a deir an Tighearna a ttáob Righ na Hassiria, ni ṫiucfa sé don ċaṫruighsi, ni ċaiṫfiḋ sé soighiod innte, agus ni ṫiucfa sé ar a coinne le sciaṫaib, agus ni ṫeilgfiḋ sé claḋ re na haghaiḋ.

34. Ann sa tslighe iona ttáinic sé, ann sa tslighe chéadna fillfios sé, agus ni ṫiucfa sé don ċaṫruighsi, a deir an Tighearna.

35. Oir cuiṁdeoċuiḋ * misi an caṫairsi, dá dídean ar mo son féin, agus ar son mo ṡeirbisigh Dáibi. *2 Righ. 20. 6.

36. Ann sin do * ċuáiḋ aingeal an Tighearna amaċ, agus do ḃuáil sé a bḟoslongport na Nassirianaċ, céud ceiṫre fiċċid agus cuig míle: agus a nuáir do éirgheadar go moċ ar maidin, do ḃádar uile na ccorpuib marḃa. †2 Righ. 19. 35.

37. Mar sin dimṫiġ Sennacherib Righ na Hassiria, agus do ġluáis agus dfill sé, agus do rinne sé coṁnuiḋe a Ninibeh.

38. Agus tárla mar do ḃí sé ag adhraḋ a ttiġ Nisroch a ḋia gur ḃuáil Adramelech, agus Sareser a ṁic é leis an ccloiḋeaṁ; agus dimṫiġeadar go crić na Harménia, agus do rioġuiġ Esarhadon a ṁac iona áit.

## CAIB. 38.



† 2 Rígh. 20. 1. 2 Chroin. 32. 24. ANsna *láethibh sin do bhí Hezeciah tinn chum báis, agus tháinic an fáidh Isaiah mac Amos chuige, agus a dubhairt ris, Marso a deir an Tighearna, cuir do thigh a nórdughadh; óir do gheba tú bás, agus ni mhairfe tú.

2. Annsin dfill Hezeciah a aghaidh leth ris an mballa, agus do ghuidh sé chum an Tighearna.

3. Agus a dubhairt, cuimhnigh anois, a Thighearna, guidhim thú, mar do shiubhuil mé ann tfiadhnuise a bhfírinne, agus maille ré croidhe iomlán, agus go ndearna mé an ni is maith ann do radharc; agus do ghuil Hezeciah go géur.

4. Annsin tháinic briathar an Tighearna go Hisaiah, gha rádh,

5. Imthigh, agus abair re Hezeciah, mar so a deir an Tighearna Dia Dháibhi hathar; do chúala mé do ghuidhe, do chonnairc mé do dheóra: féuch, cuirfidh mé a cionn do láethibh, cúig bliadhna déug.

6. Agus sáorfa mé thú féin, agus an chathair si as láimh Righ na Hassiria agus dídeonuighidh mé an chathair si.

7. Agus biáidh so na chomhartha agad ón tTighearna, go ndéanna an Tighearna an ni so a dubhairt sé.

8. Féuch, do bhéara mé a ris sgáile na ccéimionn do chúaidh síos don ghréin a ccéimibh Ahas, deich ccéime ar a ais. Annsin dfill an ghrian deich ccéime réir na céimibh lé a ndeachaidh síos.

9. Scríbhinn Hezeciah Righ Iúdah a nuáir do bhí sé tinn, agus déirghidh sé ó na tinneas.

10. A dubhairt misi, a ngearradh mo láethibh, rachaidh mé go geataibh na huáighe: do bhenadh an chuid oile dom bliadhnuibh díom.

11. A dubhairt mé, ni fhaicfe mé an Tighearna, eadhon an Tighearna a ttír na mbéo: ni fhaicfidh mé duine ní as mó maille ré háitreabhachaibh an domhuin.

12. Dimthigh máitreabhadh, agus do háthruigheadh uáim i mar lóistín áodhaire: do ghearr mé amhuil figheadóir mo bheatha: gearrfa sé amach mé maille re tinnios fadálach: ón ló gus a noidhche chuirfios tú deireadh liom.

13. Do chomhair mé go maidin, amhuil leomhan brisfe sé mo chnáma uile: ón ló gus a noidhche chuirfios tú deireadh liom.

14. Amhuil corr nó áinleóg, is marsin do chansáin mé, do osnuigh mé mar cholum: do bhí mo shúile tógtha suas a náirde; a Thighearna, atáim ar mo sárughadh, gab do láimh mé.

15. Cred a déara mé? do labhair sé féin riom, agus isé féin do rinne riom é: imeochaidh mé go min ar fead mo uile bliadhan a searbhus manma.

16. O a Thighearna, is leis na neithibhsi mhairid daóine, agus annsna neithibhsi uile atá beatha mo spioraide; leósó thárthochuis tú mé, agus do bhéara tú orum marthainn.

17. Féuch, ar son síodhchána fuáir mé searbhus mór, acht ar ghrádh manma do sháor tusa é ó pholl an truáillighthe: óir do theilgis mo pheacaidhe uile táobh siar dod dhruim.

11. Oir ni fhéadann a nuáigh do mholadh, ni fhéadann an bás do mhóradh; ni fhéadann an drong théid síos san pholl dóthchuisuigh ann tfírinne.

19. An béo, an béo, molfa sé thú mar do nímsi a niugh: agus foillseochuidh an tathair tfírinne don chloinn.

20. Do

20. Do bí an Tiġearna ullamh cum mo ṡáorṫa: ṫime sin canfam ar ccaintice uile láeṫe ar mbeṫa a ttiġ an Tiġearna.

21. Oir a dubhairt Isaiah, glacaidis mell figeḋ, agus leagaidis mar ċeirin ar an ngescóid ē, agus mairfiḋ sē.

22. A dubhairt fós Heseciah, cred ē an comarṫa le a raca mē súas go tiġ an Tiġearna.

CAIB. 39.

† 2 Riogh. 20. 12, &c.

Ansa * namsin do ċuir Merodach Baladan mac Baladain Riġ na Babilóine litreacha agus presánta go Hesecıah: óir do ċuala sē go raibh sē tinn, agus go ttáinic sē as.

2. Agus do bí Hesecıah lúathġáireach rompa, agus do ṫaisbein sé dóibh tiġ a ṡeud mórluáiġ, an tairgiod, agus an tór, agus na spiosra, agus a nola mórluáiġ, agus tiġ a ṡoiġṫeaċ uile, agus a nuile ní dá raibh iona ionmusaibh: ní raibh aoinni an a ṫiġ, nó an a ṫhiġearnus uile naċ ar ṫaisbēin Hesecıah dóibh.

3 Ansin ṫáinic Isaiah an fáiḋ gus an Riġ Hesecıah, agus a dubhairt ris, creḋ a dubhradar na daoinesi? agus cáit as a ttangadar cugadsa? agus a dubhairt Hesecıah, tangadar as tír imċéin ċugam, eadhon ón Bhabilóin.

4. Ansin a dubhairt seision, creḋ do ċoncadar an do ṫiġ? agus do fhreagair Hesecıah, do ċhoncadar a nuile ní dá bhfuil an mo ṫiġ, ní bfuil aoinni a measg mionmuis, naċ ar ṫaisbēin mē dóibh.

5. Ansin a dubhairt Isaiah re Hesecıah, éist briaṫar Ṫhiġearna na slóġ.

6. Féuċ, tiucfaiḋ na láeṫe iona mbéurṫar a bfuil an do ṫiġ, agus ar ċruinneadar haiṫre súas a stór gus an ló a niuġ don Bhabilóin, ní fúigfiġear aoinni, a deir an Tiġearna.

7. Agus béarfaiḋ léo cuiḋ dot macaib, noċ ṫiucfas uáit, noċ gainfes tú, agus béiḋ na ccaillteanaiġ a bpálás Riġ na Babilóine.

8. Ansin a dubhairt Hesecıah re Hisaiah, is maiṫ briaṫar an Tiġearna, noċ do labhair tusa: ⁊ a dubhairt sē, óir béiḋ siotċáin agus firinne an mo láeṫibsi.

CAIB. 40.

Meisniġiḋ sib, meisniġibh sib mo pobal, deir bur Ndia

2. Labhraiḋh go meisneamhuil re Hierusalem, agus fúagraiḋ ḋi gur crioċnuiġeḋ a cogaḋ, gur maiṫeḋ a héigceart: óir do ġlac si as láim an Tiġearna diol dúbalta ar son a huile pheacaiḋ.

3. * Guṫ an tē fúagras an sa † Math. 3. 3. Marc. 1. 3.
bfásaċ, glanaiḋ slíġe an Tiġearna: Luc. 3. 4.
dénaiḋ díreach ansa díoṫrahm slighe Eoin. 1. 23.
mór dar Ndia.

4. Ardeoċṫar gaċ uile ġleann, agus isleoċṫar gaċ sliab, agus gaċ cnoc: agus do dénṫar an cam díreach, agus na háite garba min.

5. Agus foillseoċar glóir an Tiġearna, agus do ċífiḋ a nuile feóil ē a néinfeaċt: óir béul an Tiġearna do labhair ē.

6. A dubhairt an guṫh, fúagair: agus a dubhairt seision, creḋ fuaigeo- • Iob. 14. 2.
ras mē? * is féur a nuile feóil, agus Psal. 102. 11.
atá a mhaiṫh uile mar bláṫ an ma- & 103. 15.
caire. Seum. 1. 10. 1 Pead. 1. 24.

7. Crion-

7. Críonuidh an féur, searguidh an bláth: do bhrígh go séidionn spiorad an Tighearna air.

8. Críonuidh an féur, searguidh an bláth, * as seasfuidh briathar ar Ndé go bráth.

† Eoin. 12. 34. 1 Pead. 1. 25.

9. A Shion, noch do beir leis scéula maithe, éirigh suas air a sliabh árd; a Ierusalem do beir scéula maithe leis, tóg suas do ghuth maille re neart: tóg suas é, ná bíodh eagla ort: abair le caithreachaibh Iúdah, féuchaidh bhur Ndia.

10. Féuch, tiucfaidh an Tighearna Dia lé [láimh] láidir, agus riaghlochuidh a rígh ar a son; féuch, atá * a luáidheacht maille ris, agus a obair roimhe.

† Caib. 62. 11.

11. Beathochuidh * sé a thréud amhail áoghaire, cruinneochaidh sé na huáin lé na láimh, agus iomchoruidh sé iona ucht iad, agus tiomáinfidh go mín an chuid iona mbi uáin.

† Esech. 34. 23. Eoin. 10. 11.

12. * Cia tomhais na huisgeadha a ccláir a dhearnaimhe, agus do thomhais a-mach neimh lé réis, do chruinnigh luáithreadh na talmhan a miosúr, agus do chothromuigh na sléibhte a gcomhthrom, agus na cnoic a sgála?

* Esa. 9. 13. Romh. 11. 34. 1 Cor. 2. 16.

13. Cia do thomhais spiorad an Tighearna, nó ar mbeith na chomhairleach aige cia mhúin é?

14 Cia ré a ndéarna sé comhairle? agus cia theagaisg é? agus do mhúin é a ccasán an bhreitheamhnuis? agus do mhúin eolus dó, agus do thaisbein dó slighe na tuigse?

15. Féuch, atáid na cinidhacha a-mail bráon buicéid, agus atáid ar na meast, amhail luáithreadh beag an sgála: Féuch, tógbhuidh sé suas na hoiléin mar ni ro bheag.

16. Agus ni lór Lebanon ré a losgadh, agus ni lór a bheathaigh mar ofráil loisge.

17. Is neimhni na cinedhacha uile dá láthair, * agus measttar leisean iad ni sa lugha ná neimhni, agus díomhaoineas.

* Dan. 4. 32.

18. Marsin cia ré * samhleochuidhe Dia? nó cia an cosamhlas chuirfidhe iona choimheas?

† Gniomh. 17. 29.

19. Leaghaidh an fear-oibre iomháigh ghreanta, agus foléchaidh ceard a nóir i timchioll le hór, agus teilgidh sé slabhradha airgid.

20. An té bochtuigheadh mar sin, ionnus nach bfuil ofráil aige, toghuidh sé crann nach lobhann: iarruidh sé chuige oibrigh glic dullmhughadh iomháighe greanta nach ccorroćchar.

21. Nach fios dáoibhsi? nach ccualabhair? nach ar hinnseadh dibh ó thosach nach ar thuigeabhair ó bhunáitibh na talmhan?

22. An té shuidhios ar rotha na talmhan, agus atáid áitreabhthaigh sin amhail dreoláin teasbhuidh; * noch leathnuighios amach na neimhe amhail cuirtin, agus sgeathnuighios amach iad amhail páilliún do dhénamh comhnuidhe.

† Psal. 104. 2.

23. Noch do beir na prionnsadha * a neimhni, do ni sé breitheamhuin na talmhan amhail díomhaoineas.

† Iob. 12. 21. Psal. 107. 40.

24. Fós ni plandochtar iad, ni siolchuirfighear iad: fós ni ghabhuidh a mbun fréumh anna talamh: agus séidfidh sé fós orra mar an ccéadna, agus crionfuid, agus béuruidh an ghaoth ghuairdéin lé iad amhail connlach.

25. Ar a nadhbharsin, cia ré samhleochtaoi misi, nó cia ré a mbiadh cosmhail, a deir an táon naomhtha?

26. Tógbhuidh suas bhur súile go hárd, agus féuchaidh cia do chruthaidh na neitheasi, noch do beir a slógh amach le háireamh: goirmidh sé uile iad ar a nanmannaibh le méud a chumhachd; óir atá sé láidir a ccumhachdaibh, ni faillighionn áon é.

27. Creud fá nabair tusa, a Iácob, agus a labhrann tú, a Israel, atá mo slighe a bfolach air an Tighearna, agus do chuáidh mo bhreitheamhnus thairis óm Dhia?

28. Nach raibh a fios agad? nach ccualaidh tú, nach laguidheann an Dia síorraidhe, an Tighearna cruthaightheóir theorann na talmhan, agus nach ccuirthion é? ni bfuil * sgrúdadh ar bith air a thuigsin.

† Psal. 5.

29. Do

29. Do beir ſé cumaċda do nanḃfann, aguſ don ḋroing ag naċ bi neart méudaiġiḋ ſé neart.
30. Laiġeoċtar fóſ na hoġánaiġ, aguſ béiḋ ſoirte, aguſ tuitfiḋ na hóigfir tríḋ amaċ.
31. Aċt an ḋrong feiṫioſ ar an TTiġearna a neart: éireoċaiḋ ſúaſ lé ſciaṫánaiḃ amail iolar nioṫfaiḋ ſiaḋ, aguſ ni béiḋ ċoirte, aguſ ſiubolaiḋ, aguſ ni béiḋ ſiad anḃfann.

CAIB. 41.

Toſdaiġiḋ dom laṫairſi, ſibſi a oileána, aguſ aṫnúadaiḋiſ na daoine a neart: tigḋiſ a ccomfoguſ, labraiḋiſ annſin: tigem a bfoguſ a naóinfeaċt cum breiṫeamnaiſ.
2. Cia ṫóg ſúaſ an firén ó noirṫear? do ġoir cum a ċoiſe é, ṫug na cineaḋaċa dá laṫair, aguſ ṫug ar riaġlaḋ óſ cionn Riġṫe? tug ſé iad amail luáiṫreaḋ dá ċloiḋeam, aguſ mar ċonnlach teilgṫe dá boġa.
3. Do lean ſé iad, aguſ dimṫiġ ſé ſlán, eadon annſa tſliġe ann nár ſiubail ſé le na ċoſaiḃ.
4. Cia doibriġ aguſ do rinne é ag gairm ſliocht an ó ṫoſaċ? miſi an Tiġearna céadna, * aguſ leiſ a ndeiġionaċ, iſ miſi é.
5. Do ċonċadar na hoileáin ſin, aguſ deaglaiġeadar riſ, do bádar corra an domain eaglaċ, do ṫarngiodar a ngar aguſ ṫangadar.
6. Do ċaḋiġ gaċ áon aca le na ċomarſoin, aguſ a dubairt gach aon aca re na ḋearbhraṫair, bí meiſneamail.
7. Marſin ṫug an ſáor meiſneċ do ċeárd a nóir, aguſ an té minigioſ leiſ a nórd don té buáilſ a inneóin, ga ráḋ, atá ſé réiḋ cum táṫaiġe: aguſ do ḋaingniḋ ſé é lé táirngiḃ, ionnuſ naċ ccorraiġeoċtaoi é.
8. Aċt iſ tuſa, a Iſrael mo ſearbfoġantaiġe, Iácob noċ do * ṫog mé, ſiol Abrahaim * mo ċara.
9. Thuſa noċ ṫug mé ó ċorraiḃ na talman, aguſ do ġoir mé ṫú ó na daoiniḃ oirdearca, aguſ a dubairt rioṫ: iſ ṫú mo ſeirbiſeċ: do ṫog mé ṫú, aguſ nior ṫeilg mé ſeaċad ṫú.
10. Ná bioḋ eagla ort, óir atáimſi maille rioṫ: ná bi laġbriġeċ, óir iſ miſi do Dhia: neirteoċaiḋ mé ṫú, fóſ cuideoċa mé leaſ, coṁeoċa mé fóſ ſúaſ ṫú le láim deiſ mo ċeirt.
11. Féuch, náireoċor aguſ * claoiḋfiġear iad uile noċ do laſ ad aġaiḋ: béiḋ ſiad amail neimni, aguſ dioġbáiḋfiḋ an méiḋ ṫroidfioſ rioṫ.
12. Iárrfa ṫú iad, aguſ ni ḃfuiġe ṫú iad, eadon an ḋrong do ċeannaiġ rioṫ: biáiḋ an luċt do ċogaiḋ ad aġaiḋ amail neimni, aguſ mar ni gan féiḋm.
13. Oir miſi an Tiġearna do Dhia ċoiṁeoċuſ do lám deaſ, gá ráḋ rioṫ, ná himeagluiġ, cuideoċaiḋ mé leaſ.
14. Ná heagluiġ, ṫuſa a peiſt Iácob, aguſ ſibſi a pobal beag Iſrael: cuideoċaiḋ mé libſi, a deir an Tiġearna aguſ do ſlánaiġṫeóir, áon náomṫa Iſrael.
15. Féuċ, do déana mé ḋiot núaḋ ionſtrument buáilte agá mbéiḋ fiacla: buáilfe ṫú na ſléibṫe, aguſ buáilfe ṫú go mion iad, aguſ do déana ṫú na cnoic amail cáiṫ.
16. Cáiṫfiḋ ṫú iad, béaraiḋ an ġaoṫ lé iad, aguſ craobſgaoilfe an ġaoṫ ġuáirdeáin iad: aguſ gáirdeoċaiḋ ṫuſa annſa Tiġearna, aguſ do déana ṫú glóir a náon náomṫa Iſrael.
17. A nuáir iarrfaiḋ na boiċt, aguſ na riaċtannaiġ uiſge, aguſ nach bia ſin ann, aguſ go bfailleoċaiḋ a tteanga lé tart, cluinfiḋ miſi an Tiġearna iad, miſi Dia Iſrael ni ṫréigfe mé iad.
18. Oſcceolaiḋ mé * aibne a náiṫiḃ

Marginal notes:
†Caib. 43. 10. & 44. 6. & 48. 12. Taisb. 1. 17. & 22. 13.
† Deut. 7. 6. & 10. 15. & 14. 2. Psal. 135. 4. Caib. 43. & 44. 1. † 2 Cor. 20. 7. Seum. 2. 23.
* Exod. 23. 27. Caib. 60. 12. Zach. 12. 3.
* Caib. 35. 7.

tib árda, agus toibrigeá a lár na
ngleann: do dhéna mé locán uisge do
*fhásach, agus tioprideé fioruisge Psal. 107.
do nfearann tirim.

19. Plannódocha mé na Slógh an fa
bhfásach, an crann Sittah, agus an
Mirtle, agus an crann ola: cuirfe mé
ansa díothram an crann giumhais, a-
gus an pinan, agus an crann bocsa
a naoinfheacht:

20. Ionnus go bhfaicfid, agus go
naitheonuid, agus go measfuid a naoin-
fheacht gur bhi lámh an Tighearna do rinne
so, agus gur bé áon naomhtha Israel
do chruthaigh é.

21. Tabhruidh bhur ccúis a látha,
ar san Tighearna: tugaidh leabh bhur ndaoine
neartmhar a ngar, ar sa Righ Iacob.

22. Tigeadis, agus foillsigheadis
dúinn cread theigeomhus ann: taisbénai-
dis na cédneithe cread iad féin, chor
go measfam iad, agus go mbia fios a
ccríche deighionnaighe againn: nó foillsige-
dis dúinn na neithe atá ag teacht.

23. Taisbénuidh na neithe atá ag
teacht na dhiáigh so, agus biáidh a fhios
againn gur déé sibh: dénaidh fós maith,
nó dénaidh olc, agus innéosam, agus
chifeam a naoinfheacht.

24. Féuchuidh ni bhfuil ionnuibh acht
neimhni, agus bhur nobair gan tábhacht: is
adhfhúathmhar an té thoghas sibh.

25. Do thóg misi áon súas as an
ttuáisceart, agus tiucfa sé: ó éir-
ghe gréine goirfios sé ar mainmsi, agus
tiucfa sé ar phrionnsaduibh amhuil ar
mhoirtéur, agus amhuil saltras fear
déanta na bpotadh an criaidh.

26. Cia foillsigh ó thosach, chor
go mbia a fios aguinne? agus roimhe a
namsin, chor go naibéoraidis, atá
sé firéunta? asedh ni bhfuil áon thais-
béanas, ni bhfuil áon foillsighios, fós
ni bhfuil áon éistios bhur mbriathra.

27. Déna an céidfhear re Sion, féuch,
féuch iad, agus do bhéra misi do Ie-
rusalem áon noch do bhéuras scéula
maithe leis.

28. Oir dféuch misi, agus ni raibh Ib. 35.7
duine ar bith iona measc, agus ni raibh
coimhairleach ar bith, noch a nuair do fhiafruigh
mé, do fhreagradh focal.

29. Féuch, atáid siad uile na
ndíomhaoineas, is neimhni a noibreacha:
is gáoth, agus is coimheasgar a niomh-
áighe leaghtha.

---

# Caib. 42.

Féuch, * mo sheirbhiseach, noch * Math. 12.
gabhuim orum, mo rogha ann 18.
a bhfuil * dúil manma: do † Math. 3.17.
chuir mé mo spiorad air, do & 17. 5.
bhéra sé breitheamhnus amach chum na Eph. 1. 6.
ngeinteadh.

2. Ni dhénaidh sé éighmhe, ni thóigfe sé
súas, agus ni tiubhra fa dearna a ghuth
do chlosion ansa tsráid.

3. Ni brisfe sé giolcach brúite,
agus ni mhúchfa sé an lion deatamhuil: do
bhéra sé breitheamhnus amach chum firinne.

4. Ni fhailleochaidh sé, agus ni
biáidh sé meata, nó go ccuiridh sé
breitheamhnus ansa talamh: agus feith-
fidh na hoiléin ar a dhligheadh.

5. Is marso a deir Dia an Ti-
ghearna, an té do chruthaigh na neamha,
agus do shín amach iad; an té do sheeth-
nuigh amach an talamh, agus an ni thig
amach as, an té do beir anál do na
daoinibh air, agus spiorad don méid
shiubhlaighios ann.

6. Misi an Tighearna do ghoir thú a
bhfirénntacht, agus coimhéocha mé do lámh,
agus coimhédfad thú, agus do bhéarad
thusa mar chunnradh don phobal, mar * * Caib. 49.6.
sholus do na geintibh: Luc. 2. 32.

7. Dfosgladh na súl ndall, do * Gniomh. 13.
thabhairt na bpriosúnach amach as an 47.
bpriosún, agus na muintire shuidhios * † Caib. 61.1.
a ndorchadas amach as tigh an phriosúin. Luc. 4. 18.

8. Is misi an Tighearna, sé sin mainm, † Eabhr. 2.
agus ni tiubhra mé mo * ghlóir do 14. 15.
neach oile, nó mo mholadh díomháighibh Caib. 9: 2.
grábhalta. † Caib. 48. 11.

9. Féuch, thángadar na céidneithe a

ccríċ, agus foillsiġim na neiṫe nuadha; sul fásaid siad amaċ, innisim díb iad.

10. Canaidh don Tiġearna caintic nuadh, agus a moladh ó imiol na talman: sibsi do ṫéid síos ċum na fairge, agus a bhfuil inte, na hoiléin, agus a náitreabhṫaċa.

11. Tógbhadh an fásach, agus a ċaiṫreaċa suas a nguth, na bailte ann a náitrigion Cédar, canaidís duṫċusaiġ na carrge, gáiredis ó mullach na sliabh.

12. Tugaidís glóir don Tiġearna, ⁊ foillsiġedis a moladh annsna hoiléanaibh.

13. Raċaidh an Tiġearna amaċ amhail duine cumaċtach, coimeocaidh sé éud suas amhail fear cogaidh: gáirfidh sé, fós nuallfa sé, beurfa sé buaidh ar a naimdibh.

14. Do ċoisg mé re fada, do bí mé am ṫosd, agus do ċongaibh mé sriam riom féin: anois comhéigfe mé amhail bean re niodhnaibh, scriosfa mé ⁊ millfe mé a náoinfeaċt.

15 Do dhéanna mé sléibte, agus cnoic na bfásac, agus crionfa mé suas a luibhe uile, agus do dhéna mé oiléin do na haibhnib, ⁊ tiormoċa mé suas na locáin.

16. Agus do bhéara mé na daill a sliġe naċ aithne dóib, treoróċaidh mé iad a sliġe nar bfeas dóib: do dhéna mé an dorċadas na solus rompa, agus na neiṫe cama díreċ. Ag so na neiṫe do-ghéanas mé dóib, ⁊ ni tréigfe mé iad.

17. Fillfiġear ar a nais * iad, biáidh náire mór ar an dronng dóċtċuirios a niomáiġib greanta, noċ a deir ris na hiomáiġib leaġta, is sib ar ndée.

† Psal. 97. 7. Caib. 1. 29. & 44. 11. & 45. 16.

18 Cluinidh a bodhra, féuċaidh a dalla, ċor go bfaicfide.

19. Cia is dall aċt mo searbhfoghanta? nó bodhar mar mo ṫeaċtaire do ċuir mé uaim? cia as dall mar an té atá iomlán? nó dall mar shearbhfoghantaiġ an Tiġearna?

20. Ag faicsin mórain neiṫe, * aċt ni ṫabhair tú dot aire: ag forsgladh na ccluas, as ni cluin sé.

* Romh. 2. 21.

21. Do ṫaitin ris an Tiġearna ar son a fhíreantaċta: do dhéuna sé an dliġedh do mórughadh, agus do dhéuna sé oirdheirc é.

22. Acht is daóine iadso sladta, agus creaċta, atáid siad uile gabhta a bpollaib, agus atáid a bfolach a ttiġṫib priosúin; atáid siad na ccreiċ, agus ni bhfuil áon dá tteárnáil; mar sháil, ⁊ ni abair áon, aisig.

23. Cia agaibhsi bhéaras éisteaċt dó so? cia éistfios, agus cluinfios, ċum na haimsire atá ag teaċt?

24. Cia do thug Iacob mar sháil, agus Israel do na sladmóiriġib? naċ dhéarna an Tiġearna, an té ar peacaigheamar na aġaidh? óir níor siublaigheadar iona sliġṫib, ní mó do bhádar umal dá dhliġedh.

25. Uime sin do dhóirt sé air aintreas a feirge, ⁊ neart an ċaṫa: ⁊ do ċuir sé tré teine é timċioll fa ccuáirt, aċt ni raibh a fhios aige; agus do loisg sé é, aċt níor ċuir sé iona ċroidhe é.

## CAIB. 43.

ACht a nois is marso a deir an Tiġearna do ċruthaidh tusa, a Iácob, ⁊ an té do ċum tú, a Israel, ná himeaglaigh: óir dfuasgail mé tú, do ġoir mé tú as hainm, is liomsa tú.

2. A nuáir ġabhus tú tríd na huisgeadhaibh, biáidh misi ad foċair; agus tríd na haibhnib, ni foileoċaidh siad túsa: nuáir siubhlos tú tríd an tteine, ni loisgfiġear tú, ni mó dheangas an lasair ort.

3. Oir is misi an Tiġearna do Dhia, áon naomhṫa Israel do slánaiġṫeóir: tug mé a Négipt as tfuasgladh, a Netiópia agus Seba air do son.

4. O bí tú mórluaiġ ann mo radharc, do bí tú onórach, agus do ġrádhaigh mé tú: uime sin do bhéara mé daóine ar do son, agus pobal ar son hanma.

†Cab. 41. 10. Ier. 30. 10. & 46. 27. 5. Ná * bioḋ eagla ort, óir a-
táimsi maille riot; do ḃéra mé do
ṡiol ó noirṫer, agus cruinneoċa mé ó
niartar tú.
6. Déra mé ris an ttuáiscert, ta-
baid uáit; agus ris an deisceart, ná
coimeid ar ccúl: tabaid mo maca as im-
ċéin, agus minġena ó ċeoranaiḃ na
talman.
7. Eadon gaċ uile duine dá ngoir-
ṫer am ainmsi; óir do ċruṫaiġ mé é
ar son mo ġlóire, do ċum mé é, fós
do rinne mé é.
8. Tabair amaċ na daóine dalla agá
bfuilid súile, agus na buidir agá
bfuilid cluasa.
†Cab. 41. 21. 9. Cruinniġṫer na huile ċineaḋaċa a
bfoċair a ċeile, agus bidis na daoine
cruinn: * cia iona measc sin ḟéadas so
dfoillsiuġaḋ, agus taisbénas duinne
neiṫe roime so? tugaidis amaċ a bfi-
aḋnuisḋa, ċor go bfionnfuiġṫer iad:
nó cluinedis, agus abraidis, is fí-
rinne é.
10. Is sibsi mfiaḋnuisesi, a deir an
Tiġerna, agus mo ṡeirbiseċ noċ do
ṫog mé: ċor go naiṫeontaói, agus
go ccreidfiḋe mé, agus go ttuigṫi
gur misi é: * níor cumaḋ Dia ar biṫ
romamsa, ni mó biaḋ am ḋiáiġ.
†Cab. 41. 4. & 44. 8.
†Cab. 45. 21. Hos. 13. 4. 11. Is misi, * misi féin an Tiġer-
na, agus táoḃ amuiġ díomsa ni bfuil
áon slánaiġṫeoir ann.
12. Dfoillsiġ mé, agus do ṡáor
mé, do ṫaisbéin mé a nuair naċ raiḃ
áondia coimiġṫeċ eadruiḃse; uime sin
is siḃ mfiaḋnuise, a deir an Tiġerna,
gur misi Dia.
13. Fós sul do bí an ló ann, is mi-
si an té sin; agus ni bfuil duinneċ fé-
das sábáil óm láim: oibreoċa mé, a-
†Iob. 9. 12. Cab. 14. 27. gus * cia baċfas é?
14. Is marso a deir an Tiġerna
bur slánaiġṫeóir, áon naomṫa Israel,
is ar bur sonsa do ċuir mé fios don
Bhabilóin, agus tug mé a nuas a
nuaisle uile, na Caldeánuiġ agá bfui-
lid a ccoimgaċ annsna longaiḃ.
15. Is misi an Tiġerna bur náon
naomṫa, cruṫaiġṫeóir Israel, bur
Riġ.
16. Is marso a deir an Tiġerna,
* noċ do ni sliġe annsa bfairge, agus †Exod. 14.
* casán annsna huisgeoiḃ neartmara. •Iosh. 3.
17. Noċ do beir amaċ an carbad,
agus an teċ, an slúaġ agus na cu-
masa: luiġfid siad síos le ċéile, ni
éireoċaid siad, atáid muċṫe, do mú-
ċaḋ iad amail barraċh.
18. Naċ cuimain liḃ na neiṫe roime?
naċ measṫaói na neiṫe a nallúḋ.
19. Féuċ do déna misi ni núaḋ, * a †2Cor. 5. 17.
nois fásfaiḋ sé amaċ, naċ aiṫeona Taisb. 21. 5
siḃse é? eadon do déna mé sliġe annsa
bfásaċ, agus aibne annsa díoṫrab.
20. Do bérud beṫaċ an maċaire o-
nóir dam, na draganuiġ agus na hulċab-
cáin, do briġ go ttugaim uisge annsa
bfásaċ, agus aibne annsa díoṫraḃ,
do ṫabairt diġe dom pobal, mo ṫoġa.
21. Do * ċum mé an pobalso dam †Luc. 1. 74.
féin, taisbéanfuid siad amaċ mo mo- 75.
laḋ.
22. Aċt níor ġoir tusa orum, a
Iacob, aċt do bi tusa tuirsioċ díom, a
Israel.
23. Ni ṫug tú ċugam áirneis beag
hofrála loisge, ni mó donóruiġ tú mé
led íodbartaiḃ; ni ṫug mé ort fog-
nam le hofráil, agus ni ṫug mé ort
saoṫruġaḋ le túis.
24. Níor ċeannuiġ tú giolcach milis
dam ar airgiod, ni mó do lion tú mé
le méuṫus hiobartaċ: aċt tug tú o-
rum fognam maille red peacaḋaiḃ, tug
tú orum saoṫruġaḋ led éagcertaiḃ.
25. Is misi, misi féin an té scrio-
sas amaċ do ṡáruiġṫe, ar mo son †Esech. 36.
féin, agus ni cuimneoċad do pe- 22, &c.
caḋe.
26. Cuir misi a ccuimne, tagram
re ċéile: foillsiġ tusa a ccruṫ go
mbia tú fireóṫeċ.
27. Do peacaiḋ do ċéd aṫair, agus
do ċiontuiġedar do luċt muinte am a-
gaiḋsi.
28. Uime sin do ṫruáilliġ mé pri-
onnsaḋa na sanctóra: agus tug mé
Iacob don malluġaḋ, agus Israel do
na scannlaċaiḃ.

## CAIB. 44.

† Caib. 41. 8. & 43. 5. Jer. 30. 10. & 46. 27.

idheadh éisd anois, a * Iácob mo ṡeirbhíseach, agus a
Israel noch do ṫogh mé.
2. Is marso a deir an Ti-
ghearna do rinne tú, agus do ċum tú ar
an mbroinn, noch chuideochus leat: ná
huamhnaigh, a Iácob mo ṡeirbhíseach, agus
tusa do ṫogh mé go dírech.

† Caib. 35. 7. Joel. 2. 28. Eoin. 7. 38. Gniom. 2. 18.

3. Oir * dóirtfidh mé uisge, ar an
té bhías tartmhar, agus tuilte ar an
ttalamh ttirim: dóirtfidh mé mo spi-
oraid ar do ṡíol, agus mo bheannacht ar do
ṡliocht.
4. Agus fásfuid siad amhuil a
measc a nféir, mar ṡuileógaibh láimh
re sruṫ na nuisgeadh.
5. Adéra aon, leis an Tighearna
misi, agus goirfidh duine oile é féin a
nainm Iácob: agus sgriobhfuidh duine
oile lé na láimh don Tighearna, agus
sloinnfidh é féin lé hainm Israel.
6. Is marso a deir an Tighearna
Righ Israel, agus a ḟuasgaltóir Ti-
ghearna na * slógh; is misi an céad són,
agus is mé an deigheanach, táobh amuigh
díom ní bhfuil Dia ar bith.

* Caib. 41. 4. & 48. 12. Taisb. 1. 8, 17. & 22. 13.

7. Agus cia mar misi ġoirfeas, a-
gus foillseochus é, agus ċuirfeas a
nordughadh dhamh é, ó nuair do ordaigh
mé na daoine aosda? agus na neiṫe
atá ag teacht, agus ṫiucfas, taisbe-
nadis dóibhsion iad.
8. Ná himeaglaighidh, agus ná bíodh
uamhan oruibh, nach ar innis misi dhuit ó
naimsir, agus dfoillsigh mé é? sibhsi
féin mo ṫiadhnuighthe. An bhfuil Dia tá-
obh amuigh díomsa? ní bhfuil * aóindia,
ní haithnid damh áon.

† Caib. 43. 5. Deut. 4. 35, 39. & 32. 3. 1 Sam. 2. 2.

9. An drong do ní iomháighe ġreanta,
atáid uile na ndíomhaóineas, agus ní
ṫairbheochuid a neiṫe dhuileamhla, agus a
siad féin a bhfiadhnuise: * ní faicid siad,
agus ní bhfuil a fios aca, ar chor go m-
bia náire orra.

10. Cia ċum dia, nó do leagh iomháigh
ġreanta, nach tarbhach chum neiṫe ar
bith?
11. Féuch, béid a chompánuigh uile
náireach: * agus an lucht ceirde, is
do dhaóinibh iad: cruinnighthear iad uile a
bhfochair a chéile, seasfuid, béid
eaglach, agus biáidh náire orra a
naóinfheacht.

* Ps. 115. 4. &

12. An * gabha gun a ṫeanchoir oi-
brigh sé aráon annsa ghúal, agus cu-
maidh sé é lé hórduibh, agus oibrigh sé
é le neart a lámh: fós bi sé ocrach, a-
gus failligh a neart; ní ibionn sé uisge,
agus bi sé lag.

† Psal. 97. 7. Caib. 1. 29. & 42. 17. & 45. 16. Jer. 10. 3. Esg. 13. 11.

13. Sínidh an sáor a riaghail amach,
comharṫaigh sé amach é leis an dorubha,
deasuigh sé é le na ṗlánuibh, agus co-
marṫuigh sé amach é leis an ccom-
pás, agus do ní é do réir fioghrach
duine, do réir scéime duine, ar chor go
mbia annsa tigh.
14. Gearraidh sé síos dó féin sgeóg,
agus beanaidh an Siprus, agus an dar,
noch neartuighios sé dhó féin a measc
ċrann na foraóise; planduigh sé fuin-
seóg, agus oilidh a nfearṫuinn í.
15. Annsin biáidh sí ag an nduine
re a losgadh: óir glacfa dhe sin, a-
gus goirfuidh é féin; féuch, dear-
guidh sé é, agus bruiṫidh sé arán; fós
do ní sé dia, agus adhruidh sé; do
ní sé iomháigh ġreanta dhe, agus léi-
gidh é féin ar a ghlúinibh dhó.
16. Loisgidh sé cuid de annsa teine,
le cuid de iṫe sé feóil: do ní sé rósta,
agus bi sé sáiṫeach; do ní fós é féin da
ġoradh, agus a deir, aha, atáim goir-
ṫe, do ċonnairc mé an teine.
17. Agus do ní se dia don chuid
oile dhe, eadhon iomháigh ġreanta: cláo-
nuidh sé sí os dí, agus adhraidh sé í,
agus guidhigh sé chuice, agus a deir,
sáor mé, óir is tú mo dia.
18. Níor aithnigheadar, agus níor
ṫuigiodar: óir do druid seision a
súile, go nach féidir léo faicsin; a-
gus a ccroidhe, go nach féidir léo
tuigsin.
11. Agus ní meabhrann aonduine iona
ċroidhe,

ċroiḋe, ni mó atá eolus nó tuigse a
ráḋ, do loisg mé cuid de ansa teine:
agus fós do ḃruiġ mé arán air a ṡmḃ-
ṅóidiġiḃ, do róst mé feóil, agus a
duáiġ mé í: agus a ndéanna mé aḋuáṫ-
maḋ don ċuid oile de sin? a nsléuc-
ca mé síos do bun crainn?

20. Biaṫuiḋ sé air luáiṫ, do ḟill croiḋe
meallta do leaṫtaoiḃ é, go naċ bféudann sé
a anam do ṡáoraḋ, nó a ráḋ, naċ bfuil
bréug am láimh deis.

21. Cuimniġ iad so, a Iácob agus
a Israel, óir is tú mo ṡeirbíseaċ; do
ċum mé tú, is tú mo ṡeirbíseaċ: a Is-
rael, ni biáiḋ tú air dearmad agam.

22. Do sgrios mé do ċionta amach
amhuil néull tiuġ, agus do peacaiḋ amhuil
néull; fill chugamsa, óir dfúasguil
mé tú.

23. Canaiḋ, a neaṁa, óir do riñe an
Thiġearna é: gáiriḋ a ċodaċa ioċtara-
ċa na talman, bristiġ amaċ a cceól, a
ṡléibte, a ḟoraóis, agus gaċ crann
ionnad; óir dfúasgail an Tiġearna Iá-
cob, agus do ġlóruiḋ sé é féin a NIs-
rael.

24. Is marso a deir an Tighearna,
ṫfuasgaltóir, agus an té do ċum tú
as an mbroinn, is misi an Tiġearna do
ni gaċ uile ni, noċ amáin sineas amaċ
na neaṁa, leaṫnuiġios amach an talaṁ
liom féin.

25. Neimniġios comarṫaḋa na
mbréugach, agus do ḃeir luċt na fáis-
tine air cutach, iompoiġios daóine
glioca air ccúl, ⁊ do ni a néolus learn:

26. Noch daingniġios focal a ṡear-
bḟoġantuiġe, agus ċoimlionas comairle
a ṫeaċtaireaḋ: a deir ré Ierusalem, ái-
treoċtar tú; agus ré caiṫreaċaiḃ Iú-
dah, cuirfiġear súas riḃ, agus tóig-
fe misi súas a náite sgriosta.

27. Noch a deir ris a naigéun, bí
tirim, agus tiormoċa mé súas do
ṡrota.

28. Noċ a deir air Chirus, sé máo-
ḋóge é, agus coimlionfuiḋ mfonn uile, ġéḋon
dá ráḋ re Hierusalem, * cuirfiġear
súas tú, agus ris an tteampall, cuir-
fiġear do ḃunáit fúd. †2 Chron. 36.23. Esra 1.1. Caib. 45.13.

CAIB. 45.



Marso a deir an Tiġearna re na ungṫaċ, re Chirus, air ċonaim mé a láim ḋeas do ċlaói cineaḋaċ dá la-
ṫair; agus sgaóilfe mé leasraċ Riogh do-
sclaiḋ ġeataḋ, agus ni dúnfuiġear na
doirse.

2. Raċa misi romad, agus do ḋéana
mé háite cama dìreach: brisfiḋ mé na
mbloóġaiḃ na ġeataḋa práis, agus ġearra-
fa mé ó cheile na barraḋa iaruinn.

3. Agus do ḃéara mé ḋuitsi ionnmus
na ndorchadus agus saiḋbrios folaiġ-
each áiteach nuáigneach, air chor go
naitnighe tú gur misi an Tigheaprna
noch ghoirmios ort as hainm, gur mé
Día Israel.

4. Air son Iácob mo ṡeirbíseaċ, agus
Israel mo roġa, do ghoir mé ort as
hainm, do sloinn mé tú, bíoḋ nar bféas
ort mé.

5. Is * misi an Tiġearna, agus ni † Deut. 4.35 39. & 32.39
bfuil áon oile ann: ni bfuil aondia ann Caib. 44.8.
táob amuiġ ḋiomsa: do ċriosluiġ mé tú,
bíoḋ nár aitin tú mé.

6. Chor go mbia a fios aca ó éir-
ġe gréine, agus ó náird siar, naċ
bfuil aondia ach mé: is misi an Tiġear-
na, agus ni bfuil maiṫeaṁnaċ ann.

7. Cumaim an solus, agus cruṫuiġ-
ġim an doréadas, do nim síoṫċáin,
agus cruṫuiġim olc: misi an Tiġear-
na do ni gaċ aoinni ḋíoḃsa.

8. Fearṫaiḋsi a nuas a neaṁa ó náird
súas, agus doirtedis na sgéiṫiġ sí-
os fírinṫas: fosgladh an talaṁ,
agus tugaidís slánuġaḋ amaċ, agus
fásaḋ fírinṫaċt súas le céile: misi
an Tiġearna do ċruṫaiḋ é.

9. Amhuiġ don té ṫroideas ré na
ċruṫaiġṫeóir, déanaḋ an pota bruiġṫean
re potaiġiḃ don talaṁ: * a naibeó- † Ier. 18.6
ra an cré ris an té cumas í, créd do
ni tú? nó hobairse, ni bhfuilid lámha
aige?

10. A ṁairg don té a deir re na a-ṫair, creud ġineas tú? nó ris an mnaói, creud rug tú?

11. Is marso a deir an Tiġearna, áon naomṫa Israel, agus a ċruṫaiġ-ṫeóir, fiafruiġ ḋiomsa na neiṫe atá ag teaċt a ttaoḃ mo ṁac, agus a ttaoḃ oibreaċ mo láṁ aiṫniġiḋ ḋíom.

12. Do riñe mé an talaṁ, agus do ċruṫaiġ mé an duine air, misi, eadon mo lámasa do leaṫnuiġ amach na flaiṫis, agus do riaġluiġ mé a slóiġ uile.

† 2 Croin. 36. 22. Ezra. 1. 1. Caib. 44. 28. 13. Do ṫóg mé súas é a bfíreantaċt, treóroċa mé a sliġṫe uile: * cuirfe sé mo ċaṫair súas, agus léig-fiḋ sé mo braiġde amach, ni ar lúach, nó ar ċumaiḋ, a deir Tiġearna na slóġ.

14. Marso a deir an Tiġearna, sáoṫar na hÉgipte, agus ceannuiġeaċt na hEtiopia, agus na Sabeánach, tiucfuiḋ daoine árrasa láiṁ riot, agus buḋ leatsa iad, tiucfaid siad ad ḋiáiġ, a slabraḋaiḃ tiucfaid siad tars; agus umhleocuiḋ siad duitse, do ḋéanuiḋ iarruiḋ ċugadsa ġa ráḋ, go deimin atá Dia ionad, agus ni bfuil áon oile, ni bfuil Dia oile aṁ.

15. Go deimin is Dia tú folċus tú féin, a Ḋhé Israel an slánaiġ-ṫeóir.

16. Biáiḋ náire orra, agus fós béid claoiṫe uile, raċuiḋ a neimni go léir * luchṫ déanta na niodal.

† Caib. 44. 11. 17. Acht sáorfuiḋear Israel annsa Tiġearna maille le slánuġaḋ siorruiḋe: ni beiṫi náireaċ nó claoiṫe go bráṫ.

18. Oir is marso a deir an Ti-ġearna do ċruṫaiġ na neaṁa, Dia féin do ċum an talaṁ, agus do riñe é, do ḋaingniḋ sé é, ni go ḋíomaoin do ċru-ṫaiġ sé é, do ċum sé é dá áiṫreabaḋ, is misi an Tiġearna, agus ni hé maiṫ-earnach.

19. Ni a bfolaċ do labair mé, a náiṫ * ḋorċa don talaṁ, ni duḃairt mé re siol Iácob, iarruiḋ mé go dío-maóin: misi an Tiġearna labrus firiñe, foillsiġim neiṫe atá ceart. † Deut. 30. 11.

20. Cruinniġiḋ siḃ féin, agus tigiḋ láiṁ ré ċéile, a drong do ċuáiḋ as do na ciniḋaċaiḃ: ni bfuil eolus ar biṫ ag an ṁéid ċuirios súas maide a niomáiġeaḋ greanta, agus ġuiḋios ċum dé naċ ccabruiġionn iad.

21. Innisiḋ siḃse, agus tugaiḋ a bfogus iad, gabaiḋis fós comhairle agá ċéile, cia dfoillsiġ so ón tsean-aimsir? cia dinis é ó sin a leiṫ? naċ [ḋéarna] misi an Tiġearna? agus ni bfuil Dia ar biṫ aṁ taoḃ amuiġ ḋíom-sa, Dia ceart, agus slánaiġṫeóir, ni bfuil maiṫearnaċ aṁ.

22. Féuċaiḋ orumsa, agus biṫi sábalta, a uile ṫeorana na talman: óir is misi Dia, agus ni bfuil maiṫ-earnach aṁ.

23. Do mhionnuiġ mé ṫriom féin, do ċuáiḋ an focal amaċ as mo ḃéul a bfiriñe, agus ni fillfe sé, go numhleoċ-uiḋ gaċ uile * ġlún damsa, mioñocha gach uile ṫeanga. * Rom. 14. 11. Philip. 2. 10.

24. Go deimin a déarfa neach, is ann-sa Tiġearna atá firinntacht damsa agus neart: is ċuige ṫiucfuiḋ daóine, agus an ṁéid atá ar lasaḋ na aġaiḋ, béid siad náireach.

25. Annsa Tiġearna firinnfiġear siol Israel uile, agus is ann do ḋéanaid glóir.

---

## CAIB. 46.

láonuiḋ Bel sios, cromaidh Nebo, do bádar a niodala ar a mbeaṫaċaiḃ, agus ar a náirnéis; do bádar úal-aiġe troma ar bur ccarráiste, is mearrigin iad don beaṫaċ coirṫe.

2. Cláonuiḋ siad sios a naoinfeaċt, níor féadadar an teire do seaċadadh, acht do ċúadar féin a mbraighdio-nas.

3. Eisṫ riomsa, a ṫiġ Iácob, a-gus a uile fuiġioll do tigh Israel, noch do rugadh ón bholg, agus do

do hiomchradh ón mbroin.

4 Agus go nuige a naóis foirfe is misi féin é, agus fós go nuige an bfolt liath iomchora mé: is misi do rinne, agus is mé iomchorus, iomchora mé, agus sáorfa mé sib.

5. Cia re a samhleochtaói mé, agus ré a ndéntaoi ionann mé, agus ré * ccoimmeasfuidhe mé, go mbeimis cosmhuil?

6. Dóirtid siad ór go fairsing as an mála, agus comthromaid airgiod ansa meidh; agus fostuighid ceard óir, agus do ní sé dia de sin: umhluighid siad sios, adhruid fós.

7. Iomchraid siad air a ngualluibh é, iomchraid é, agus suighid é iona áit, agus seasuidh sé; ní chorroca sé as a áit, fós goirfid duine air, gidhedh ní fédann sé freagra, nó an té sin do thárthail ó na buaidhreadh.

8. Cuimnighidh so, agus taisbenuidh sib féin bur bfearaibh: tugaidh a ris ann bur menmuin é, a chiontacha.

9. Cuimnighidh na cédneithe ón tsenaimsir, óir is misi Dia, agus ní bfuil máithearrach ann; is misi Dia, agus ní bfuil aóinnech cosmhuil rium.

10. Ag foillsiughadh an deiridh ón tosach, agus ón tsenaimsir na neithe nach déarnadh fós, ghá rádh; seasfa mo * chomhairle, agus do dhéna mé mo thoil féin go hiomlán:

11. Ag gairm eóin chiochraidh ó noirthear, an fear do dhéanas mo chomhairle ó thír imchéin: aseadh, do labhair mé é, do bhéarna mé fós chum críche é; do thionnsgain mé é, do dhéna mé fós é.

12. Eistigh riomsa a chroidhthe árrasa atá a bfad ó fhírentacht.

13. Do beirimsi mfírinne a ngar; ní biaidh sí a nimchéin, agus ní fanfa mo shlánughadh; agus suighfe mé slánughadh a Sion do Israel mo ghlóir.

† Caib. 40. 18. 25.

† Psal. 33. 11. Seanraite. 19. 21. & 21. 30. Eabhr. 6. 17.

CAIB. 47.


árr anúas, agus suigh ann sa luaithreadh, a maighdion ingen na Babilóine; suigh air an ttalamh, ní a ccathaóir ríogha, a ingen na Ccaldeánach; óir ní goirfidhear mhóth agus sgiamach díot ní sa mó.

2. Glac na clocha muilinn, agus meil min; léig leis do chiabha, déan an cos lomnochd, léig leis an lárghan, imthigh thar an haibhnibh.

3. Léigfidhear leis do thárnocht, do chífidhear fós do náire, do dhéna mé díoghaltas, 7 ní theigeomha mé riot mar duine.

4. Ar son ar slánaightheóra, Tighearna na slógh is ainm dó, áon náomhtha Israel.

5. Suidh sí ad thost, agus imthigh romhad a ndorchadus, a ingen na Ccaldeánach; óir ní goirfidhear baintighearna ríoghachtadh díot ní sa mó.

6. Do bí misi feargach rem muintir, do thruailligh mé moighreacht, agus tug mé ad láimsi iad: níor thaisbein tusa grása ar bith dóibh; ar an tsenóir do léig tú an chuing go ro throm.

7. Agus a dubhairt tú, biaidh misi am * baintighearna go bráth, ionnus nar chuir tú na neithe so ann do chroidhe, ní mó do chuimnigh tú air an ní deighionach so.

8. Uime sin cluin so anois, thusa atá tabartha daóibhneas, chomhnuighios a ndóthchus, a deir ann do chroidhe, atáimse, agus ní bfuil áon táobh amuigh díom, ní shuidhfid mé amhuil baintreabhach, ní mó bias fios challlte cloinne agam.

9. Acht tiucfaidh * an dá ní se ort a móment a náonló, caill chloinne agus baintreabhachus: tiucfuid ort ann a niomláine, ar son iomadamhlacht do dhraoigheachta, agus ar son roiomaid do gheasadóireacht.

† Tai: b 18. 7

† Caib. 51. 19.

10. Oir,

10. Oir do chuir tú do dóig an
holc, a dubhrais, ni fhaicean áoin-
each mé: do mhill do ghliocus, a-
gus heolus thú; agus a dubairt
tú an do chroidhe, atáimsi, agus
ni bhfuil aoinneach táobh amuigh di-
om.

11. Uimesin tiucfaidh olc ort,
ni bhiáidh a fhios agad cáit as
a néirgheochaidh sé: agus tuitfidh
an donus ort, ni bhiáidh air do
chumas a chur diot: agus tiuc-
fa dólás go hoban ort, nach bia a
fhios agad.

12. Seas a nois leo dhroigh-
eachd, agus le hiomad do ghearsa-
dóireacht ann ar sháothruigh tú
ód óige, mas éidir go mbia ar do
chumas tarbhughadh, má theagmhan
go mbéura tú buáidh.

13. Atá tú coirthe a niomad
do chomhairleach, anois seasuigh-
dis na néulladóiridhe, lucht peit-
mhigh na réultan, fáistinig na
mios, agus saoradis tusa ó na
neitibhsi atá ag teacht ort.

14. Feuc, biáid siad amhuil con-
lac, loisgfid an teine iad: ni tár-
tocharaid iad féin ó neart na lasrac: ni
biáid smeaoid chum do goradh ris, nó
teine do shuige aice.

15. Mar so beid siad duit an drong
le ar sháothruighis, do cheannuighte ód
óige, seachránfaid gach áon diob dá ce-
tramh féin: ni shlánochaigh áoinneac
tusa.

---

CAIB. 48.



Estid so, a thigh Iácob, noc
goirtear a nainm Israel, a-
gus táinic amac as us-
geoib Iúdah; noc mionnu-
ighios a nainm an Tighearna, agus tig-
tar Dhia Israel, as ni a bhfirinne na a
bhfirinntas.

2. Oir goirid siad iad féin ón ca-
thraigh náomhtha, agus congmaid iad féin
ar Dhia Israel, Tighearna na slóg
isé a ainm.

3. Dfoillsig mé na neite roime ó
thosac, agus do chúadar amac as mo
bheul, agus do thaisbéin mé iad, do rinne
mé go hoban iad, agus thangadar a
gcrich.

4. Do brigh go raib a fios agam
thusa do beith easumhlach, agus do
mhuineal na féith iaruinn, agus do mala
na phrás.

5. Dfoillsigh mé fós ó thosach
duit é; sul tháinic sé a ccrich do
thaisbéin mé duit é: deagla go naibeor-
thá, isé miodal do rinne iad, agus mio-
máig ghearrtha agus miomáig leaghtha do
thinn iad.

6. Do chúala tusa, feuch so uile;
agus nac bfoillseochthaoi é? do thais-
béin mé neite núada ó nois, eadhon
neite folaighthe nac raib a bfios a-
gadsa.

7. Atáid siad cruthaighthe anois,
agus ni ó thosach, eadhon roime an lá
ann nac ccúala tusa iad, ar eagla
go naibeortá, feuc do bi a bfios a-
gam.

8. Aseadh, ni chúala tú iad, a seadh
ni raib a bfios agad, a seadh ó nam
nach raib do chlúas fosgailte: óir
do bi a fhios agamsa go ndéan-
tá go ro meabhlac, agus gur goirthe
ciontac diot ón mbroinn:

6. Ar son manma chuirfeas mé moirg
ar cáirde, agus ar son mo molta
chuirfeas mé srian riom dot táobhsa,
nach gearrfainn amac tú.

10. Feuc do ghlan mé tú, acht
ni le hairgiod: do thog mé tú a bhfor-
neis na buaidheartha.

11. Ar mo son féin, ar mo son féin
do dhéana mé é: óir cionnus do
thruaillfidhe mainm? agus ni * tiubhrad
mo ghlóir do neach oile.



† Caib. 4.. & 44. 6. Taisb. 1. & 22. 1.
... Eoin 19. 4. 6.
Exod. 17. 6. ... 20. 11.
† Caib. 42. 8.
... 57. 21.

12. Éist riomsa, a Iácob agus a
Israel ꝗ ar ġoir mé; is misi é, is mé
an * ċéidneċ, agus is mé fós an dei-
ġionaċ.
† Caib. 41. 4. & 44. 6. Taisb 1. 17. & 22. 13.
13. Isi mo lám fós do ṡuiġiḋ bunáit
na talṁan, agus isi mo lám ḋes do ṫo-
ṁais na neṁa le réis: mar ġoirim
orra, seasuid siad suas le ċéile.
14. Cruinniġiḋ sibsi go léir, agus
éistiġ: cia hé iona measgsa dfoillsiġ
na neiṫesi? do ġráḋuiġ an Tiġerna é,
do ḋéana sé a ṫoil ar an Mbaibilóin,
agus biáiḋ a lám ar na Caldeánaċaib.
15. Misi, misi féin do labair, fós do
ġoir mé ꝗ: ṫug mé liom é, agus do
ḋéna sé a ṡliġe sona.
16. Tigiḋsi láiṁ riomsa, éistiġ
ris so, ni a bfolach do labair mé ó ṫo-
saċ, ó nam iona raiḃ sé, añsin a-
táimsi: agus a nois isé an Tiġerna
Dia, agus a spiorad do ċuir úaḋ mé.
17. Is marso a deir an Tiġerna
ṫfúasgaltóir, áon náoṁṫa Israel, is
misi an Tiġerna do Dhia, noċ muinġes
duit tarbuġaḋ, noċ ṫreóruiġios tú
añsa tsliġe ionar ċóir duit gabáil.
18. Oh, naċ ttug tú aire dom ai-
ṫeantaibsi: añsin do biaṫ do ṡioṫċáin
amhail sruṫ, agus ṫfireantaċt amhail to-
nna na fairge.
19. Do biaṫ do ṡiol fós mar an
ngaineṁ, agus siolraḋ do bronn amhail
monċloċa: ni gearrfuiḋe a ainm amaċ,
ni scriosfuiḋe óm laṫair sé é.
20. Imṫiġiḋsi amaċ as an Mbaibi-
lóin, teiṫiḋ roiṁe na Caldeánaċaib
maille re guṫ ceóil foillsiġiḋ, innsiḋ
so, labruiḋ é fós go foirċenn na tal-
ṁan: abraiḋ, * dfúasgail an Tiġerna
a ṡeirbiseċ Iácob.
Exod 19. 4, 6
21. Agus ni raiḃ tart orra a
nuáir ṫug sé ṫrid na díoṫramhuiḃ iad:
* ṫug sé fa dera do na huisgeduiḃ
tuiliugaḋ dóiḃ amaċ as an ccarraic:
do scoilt sé an carraic mar an ccéd-
na, agus do ṡcinneadar na huisgeḋa a-
ṁaċ.
Exod. 17, 6 Áir 20. 11.
22. Ni bfuil * sioṫċáin ar biṫ ag
an ccionntaċ, a deir an Tiġerna.
[illegible] 57. 21.

C A I B. 48.

Éistiġ riomsa a oileána, agus
cluinniḋ a ḋaoine tar lear;
do ġoir an Tiġerna misi ón
mbroinn, as ionaṫar mo ṁa-
ṫar do rinne sé luaḋ ar mainm.
2. Agus do rinne sé mo béul cos-
amhail re cloiḋeaṁ géur, a scáile a láime
dfoluiġ sé mé, agus do rinne sé soiġed
snoiġte díom, iona bolgán dfoluiġ
sé mé.
3. Agus a dubairt sé riom, is tú mo
ṡeirbiseach, a Israel, iona mbia mé
glórmar.
4. Añsin a dubairt mé, fuáir mé sáo-
ṫar díomaóin, do chaith mé mo neart
gan aḋbar agus go díomhaoin; achd
cheana atá mo bhreitheamhnus ag
an tTiġerna, agus mobair ag mo
Dhia.
5. Agus a nois a deir an Tiġerna
do chum ón mbroinn mé do beiṫ am
sheirbhiseach aige, do thabhairt Iá-
cob ċuige a ris, má atá nar cruinni-
gheadh Israel, thairis sin biáidh
misi glórmar a sùilib an Tiġerna, a-
gus buḋ é mo Dhia mo neart.
6. Agus a dubairt sé, is ni ea-
ttrom go mbeiṫeása aḋ ṡeirbiseach
agumsa do ṫógbáil treaba Iácob
súas, agus daiseag ar cumduigheadh
Disrael; do bhéara mé fós ṫú mar
* sholus do na geintib, chor go maḋ
tú mo ṡlánugaḋ go teórainn na tal-
ṁan. † Caib. 42. 6
7. Is marso a deir an Tiġerna, fú-
asgaltóir Israel ⁊ a áon náoṁṫa, ris
an té ꝗ a mbi tarcuisne ag duine, ris
an té ꝗ a mbi gráin ag ciniḋaċaibh,
re seirbiseach úachdarán, do chifid
Righṫe agus éireoċaid, aḋoraid prí-
onnsaḋa mar an ccéad na, do bríġ an
Tiġerna atá dílear, agus áon náoṁṫa
Israel, noċ do ṫoġ ṫusa.

8. Is marso a deir an Tiġerna,
‡ 2 Cor. 6.2. ar an * dtegṁáil do ċúala mé ṫú, agus
a ló an tslánuiġṫe do chobruiġ mé ṫú;
agus coimédeoċa mé ṫú, agus do ḃéra
mé ṫú mar ċunnraḋ don ṗobal, do ḋaing-
niuġaḋ na talṁan, do ġabáil oiġreaċta
na noiġreaċt nuaigneċ.
÷ Caib. 42.7. 9. Chor go * naibéora tú ris na
priosúnaċaib, éirġiḋe amaċ; ris an
luċt atá a ndorċadus, taisbenuiḋ sib
féin: iosaid siad ansna sliġṫib, a-
gus biáid a ninbior ansna huile áitib
árda.
10. Ni biáid * ocraċ ná tartṁar,
‡ Taisb. 7.16. ni mó ġoirteoċus an tesbaċ nó an
ġrian iad: óir treórochuiḋ an té agá
bfuil truáiġe dóib iad, eadon láiṁ ris
na tobruib fioruisge bérus sé eolus
dóib.
11. Agus cuirfiḋ misi mo ṡléibte
uile as, agus áirdeoċṫar mo ṡliġṫe
móra.
12. Féuch, tiucfaid so as im-
ċéin, agus féuch fós iadso ón tuáis-
cert, ⁊ ó niarṫar, agus iad so ó ċrić
na Sinim.
13. Canuiḋ a ḟlaiṫeasa, agus bi
ṡúgaċ a ṫalaiṁ, agus a ṡléibte brisiḋ
amaċ a cceól: óir do ċobruiġ Dia a ṗo-
bal, do ḋéna sé grása ar a ṫrúaġaiḃ.
14. Acht a dubairt Sion, do ṫréig
an Tiġerna misi, agus do ḋearmaid
mo Thiġerna mé.
15. An bféadann bean leanab a ċíċ do
ṫréigion, as naċ biaṫ truáiġe aice do
ṁac a broinn? as eaḋ féaduiḋ siad a ḋear-
mad, gidheaḋ ni ḋearmodfa misi tusa.
16. Féuċ, do ġreas mé ṫú ar ċlár
mo ḋearnaiṅe, atáid do ballaḋa a
ccoṁnuiġ am laṫair.
17. Do ḋéanuiḋ do ċlann deiṫfir; do
ṁillteoiriġe, agus an luċt do riṅe
fásaċ ḋiot, raċuiḋ siad asad amaċ.
18. Tóig * súas do ṡúile timċioll
*Caib. 60.4. fa ccuáirt, agus féuċ; do ċruinniġeadar
so uile iad féin, agus tiucfuiḋ ċu-
gad; mar mairimsi, a deir an Tiġer-
na, go deiṁin éideoċa tú ṫú féin léo
uile amail le córuġaḋ, agus ceango-
lair ort iad, mar do ni an beanṅúadṗósta.

19. Oir béid ṫfásuiġe, agus háite
uáigneaċa, agus dúiṫċe haiḋmillte ar
ball ro ċuṁang, do brig na náitreab-
aċ, agus biáiḋ an drong do ṡluig súas
ṫú a bfad uáit.
20. An ċlann bias agad tar éis na
cloiṅe oile do ċaill, a déaruiḋ ann do
ċlúasaib, is ro ċuṁang a náitsi ḋam-
sa, tabair áit ḋaṁ le náitreobaiḋ mé.
21. Ansin a déara tú ann do ċroiḋe,
cia fuáir iad so ḋaṁ? ó ċoill mé mo
ċlann, agus go bfuilim aonranaċ, agus
am braġaiḋ, agus ag áṫruġaḋ ó áit
go háit? agus cia ṫug iad so súas?
féuċ, do fágbaḋ am áonar mé, cáit a
rabadar so?
22. Marso a deir an Tiġerna Dia,
féuċ, tóigfeadsa mo láiṁ súas ċum na
ngeinteaḋ, agus cuirfiod bratać na
seasaṁ don ṗobal, agus do béraid siad
do ṁicsi léo iona láṁuib, agus iomċoruiḋ
hinġeana ar a nguáillib.
23. Agus buḋ Riġṫe bias na nai-
ṫreaċuib oileṁna agad, agus bainri-
oġna na mbanaltrannuib: cromfuiḋ si-
os ḋuit go na naiġṫib ċum na talṁan,
agus * ligfid súas luáiṫreaḋ do ċos;
agus aiṫeonuiḋ tú gur misi an Tiġer-
na: óir ni biáiḋ náire ar an luċt feiṫi-
os orumsa.
24. An mbéarṫar an ċreach ón ccu-
ṁasaċ, nó a naiseogṫar an bráiġe
ḟíre?
25. Aċt mar so a deir an Tiġer-
na, béarṫar fós braiġde na neartṁar
ar siubal, agus sáċoḋṫar creaċ a
núaṫbásuiġ: óir troidfiḋ misi ris an té
ṫroidios riotsa, agus coiṁdeoċuiḋ mé
do ċlann.
26. Agus an dream buaiḋeas tú be-
ṫoċa me iad le na bfeóil féin, agus
béid ar meisce le na * bfuil féin, amuil
buḋ lé fion milis: agus aiṫeonuiḋ a
nuile feóil gur misi an Tiġerna do
ṡlánaiġṫeóir, agus ṫfúasgaltóir,
áon cuṁaċtaċ Iacob.

CAIB.

## CAIB. 50.

IS marso a deir an Tighearna, cáit a bhfuil bille dealuighthe bhur máthar, noch do chuir misi uáim? nó cia dom fheitheamhnuibh re ar reac mé sibh? féuch, do reacadhar sibh féin ar son bhur nolc, agus ar son bhur cciontadh do cuireadh bhur máthair ar siubhal.

2. Uimesin a nuáir tháinic misi, an raibh neach ar bith? a nuáir do ghoir mé, an raibh aoinneach do fhreagradh?
† Uibhr. 11. 23. Caib. 59. 1. * nar giorruigheadh mo lámh ar aoncor, go nach bhféadann fúasgladh? nó nach bhfuil cumas ar bith sáorta agamsa? féuch lém achmusán * tiormuighim súas a nfairrge, do nim na
† Exod. 14. 21. * Ios. 3. 16. * srotha na bfásach; brénuidh a niasc, do dhith uisge, agus éagaidh do thart.

3. Eáduighim na flaithis lé duibhe, agus do nim saiceadach dá bfolach.

4. Thug an Tighearna Dia dhamhsa teanga na ndaoine foghlamtha, go mbeith
† Math. 11. a fhios agam ciondus do laibheoran an focal a nam ris an té bhíos * cointe: músclaidh sé ó maidin go maidin, músclaidh sé mo chluas do chluinsion mar a neagnuidhe.

† Eoin. 14. 31. Eabh. 10. 5. &c. Phil. 2. 8. ‡ Math. 26. 67. & 27. 26.
5. Dfosgail an Tighearna Dia mo chluas, agus ni raibh mé * easumhal, ni mó dfill mé ar ais.

6. † Thug mé mo dhruim do na buáilteoiribh, agus mo ghruaidhe don dhrung do tharruing an fionnadh asta: nior folaigh mé mo ghnúis ó náire agus ó seilighibh.

7. Oir cuideochaidh an Tighearna Dia liom, uimesin ni bia mé claóidhte: uimesin do shuidhigh mé maghaidh amhail cloichthineadh, agus atá a fhios agam nach bia náire orum.

* Romh. 8. 32, 33.
8. Is † fogus dam an té chrutaighios mfirinne, cia cheangeoras riom? seasamaoid láimh re chéile: cia hé mesardha? tigeadh sé a bhfogus dam.

9. Féuch, cuideochaidh an Tighearna Dia liom, cia hé an té damnuigheas mé? féuch, rachfaidh siad uile a naoise amhail éadach, iosfaidh an leoman súas iad.

10. Cia atá bhur measg, ar a bhfuil eagla an Tighearna, umhluighios do ghuth a sheirbhisigh, siubhluighios a ndorchadus, agus ag nach bhfuil solus ar bith? cuireadh sé a dhóigh a nainm an Tighearna, agus seasadh sé ar a Dhia.

11. Féuchaidh, a dhrong uile dhearghus teine, noch chomhairghios sibh féin timcioll lé dritlibh: siubhluighidh a solus bhur tteineadh, agus annsna dritlibh do dheargabhar: do † gheabhtaoi so as mo láimhsi, luighfidhe sios a ndóláis. † Eoin. 9. 39.

## CAIB. 51.

EIsdigh riomsa, a dhrong leanas a ndiáigh na firéantachta, a lucht iarrtha an Tighearna: féuchaidh ar an ccarraig as ar snoigheadh sibh, agus ar poll an luig as ar tochladh sibh.

2. Féuchaidh ar Abraham bhur nathair, agus ar Sharah do rug sibh; óir do ghoir misi eision amháin, agus do bheannuigh mé é, agus do mhéaduigh mé é.

3. Oir coimhfreochaidh an Tighearna Sion, coimhfreochaidh sé a háite fásaigh uile, agus do dhéana sé a fásach cosmhail re Heden, agus a diothramh cosmhail re gáirdin an Tighearna: do gheabhthar gáirdeachus agus sólás ann sin, breith bhuidhe, agus guth ceóil.

4. Eisdigh riomsa mo phobal, agus tugaidh aire dam, mo chineadh; óir tiucfaidh dligheadh uáimsi, agus do bhéara mé ar mo bhreitheamhnus seasamh mar solus do na daóinibh.

5. Atá mfiréantacht a bhfogus, do chuaidh mo shlánughadh amach, agus do dhéanaidh mo lámh breitheamhnus ar an bpobal: feithemhaid na hoileáin orum,

agus ar mo láimh bhias a ndóch-
chus.

6. Tógbhaidh súas bhur súile chum
na néamh, agus féuchaidh ar an ttalamh
síos: * óir léaghfuid na néamha toirt
amhuil deatach, agus rachaidh an talamh
a náosrsuighe amhuil éadach, agus
rachaid an méid chomhnuighes ann déug
ar an modh ccéadna: acht biaidh mo
shlánughadh-sa go bráth, agus ní chuir-
fidhear mfírinntas ar ccúl.

† Psal. 102. 26. Math. 24. 35.

7. Éistidh riomsa a lucht dar budh
aithnid ionnracus, an pobal * agá bhfuil
mo dhligheadh iona ccroidhe, ná * heagluighidh
roimhe masla na ndaoine, agus ná
bíodh eagla a ccáinteoireacht oruibh.

* Psal. 37. 31. Math. 10. 27.

8. Oir iosaidh an leoman súas iad
amhuil éadach, agus iosaidh an péist iad
amhuil olann: acht biaidh mfírinne-si ann
go bráth, agus mo shlánughadh ó ghin-
ealach go ginealach.

9. Músgail, músgail, cuir neart
iomad, a righ an Tighearna: músgail
amhuil annsna sean-laethibh, annsna ginea-
chaibh-sa: nach tusa sin, do ghearr
Rahab, agus do loit an * dra-
gún?

* Psal. 74. 13, 14. Esech. 29. 3.

10. Nach tusa sin do thiormuigh *
a nfairrge, uisgeadha a naigéin móir?
noch do rinne slighe do doimhne ná fair-
rge, go ttiucfaidís na daoine do
fhuasgladh, tars?

† Exod. 14. 21.

11. Uimesin * fillid fuascailtigh
an Tighearna, agus tiucfaid go Sion
maille ré céol, agus biaidh sólás
sutain ar a * ccionn: do gheabhaid
lúathgháir agus gáirdeachus, agus teith-
fid dóbrón agus dólás uatha.

* Caib. 35. 10.
† Psal 118. 6.

12. Is misi, misi féin an té chob-
ruigheas sibhsi: cia thusa, as a mbiath
eagla ort roimhe dhuine rachus déug,
agus roimhe mhac * an duine, noch do
dhéantar mar an † bféur?

† Caib. 40. 6. 1 Pead. 1. 24.

13. Agus dearmadaighios an Tigh-
earna do chruthaightheóir, noch do leath-
nuigh amach na neamha, agus do shuidhigh
bunáit an domhuin? agus go raibh eag-
la ort gach aon lá go cinnte do bhrígh
cuthaigh an millteora, fa mar do bhiath
réidh chum sgriosta? agus cáit a

bhfuil cuthach an millteóra?

14. Deithfrigh an bráighe díbirtheach
chor go sgaóilfidhe é, agus nach bhfuigh-
eadh bás annsa log, agus nach mó do
failleochadh a arán.

15. Achtis misi an Tighearna do
Dhia, noch roinneas * a nfairrge, ar bhéic-
eadar a tonna; Tighearna na slóighsé
a ainm. † Ier. 31. 35.

16. Agus do chuir misi mo * bhria-
thar ad bhéul, agus dfoluigh mé thú ar
sgáile mo láimhe; chor go bplanndeochainn
na neamha, agus go suighinn bunái-
te na talmhan, agus go naibeorainn,
re Sion, is tú mo phobal. † Caib. 59. 21.

17. † Músgail, músgail, seas súas, † Caib. 52. 1.
a Ierusalem, noch do ibh as láimh an
Tighearna cupán a feirge: dibh tú
deasgaidh chupáin an chreatha, dfáisg tú
amach iad.

18. Ní bhfuil aon do threóruchadh í a
measg a nuile mhac dá rug sí féin: ní
mó atá aon bhéarus ar láimh uirre do
na huile mhacaibh thug sí súas.

19. * Thangadar an dá nisi chu- * Caib. 47. 9.
gad, cia thuigfeas a mbiáidh doilghios umad?
dólás, agus milleadh, agus gorta, a-
gus an claidheamh; cia lé a ndéanfa mé
do chobhrughadh.

20. Do anbhfainnigheadar do mhic, luigh-
id ag cinn na sráideann uile amhuil tarbh
fiadhta a líon: atáid lán dfioch an Ti-
ghearna, daithbhear do Dhé-si.

21. Uimesin éist so anois, thusa
atá buáidheartha, agus atá ar meisce,
as ní lé fíon.

22. Is marso a deir do Thighear-
na, an Tighearna, agus do Dhia tag-
ras cúis a mhuintire, féuch, do bhean mé
a mac as do láimh cupán an chreatha,
eadhon deasgaidh chupáin mfeirge, ní ioba
tú níosa mó a ris é.

23. Acht cuirfe mé é a láimh na muin-
tire pianas tú, noch a dubhairt red a-
nam, crom síos go ndeachamaois tars:
agus do leag tú do chorp mar an tta-
lamh, agus mar an tsráid don droing
do chuáid tars.

CAIB.

## CAIB. 52.

†Caib. 51. 17. Músgail, * músgail, cuir ort do neart, a Shion, cuir ort do culadha breágha, a Ierusalem, an ċaṫair naomhṫa: óir ó so amach ni ṫiucfaidh na neimhṫimċillghearrṫa, agus na neamhghloin a sdeaċ ionad.

2. Croiṫ ṫú féin ón luaiṫreaḋ: éirigh, agus suigh síos, a Ierusalem: sgaóil ṫú féin ó ċuibhreaċaibh do ṁuinéil, a ingen ċeangailte Shion.

3. Oir is mar so a deir an Tigearna, do reacabhair sibh féin a nasgaidh, agus fuasgalṫar sibh gan airgiod.

4. Oir is mar so a deir an Tigearna Dia, do ċuáidh mo pobal síos don * Négipt roiṁe so do ċoṁnuighe ann, agus do bhrúigh an Tassirianach iad gan aóbhar. *Gen. 46. 6.

5. Anois ar a naóbharsin cred atá agam annso, a deir an Tigearna, as a rugaḋ mo ḋaóine uáim gan aóbhar? do beir an luchṫ riaghlas ós a ccionn orra nuallghul, a deir an Tigearna, agus atá mainmsi a gcoṁnuiḋe gaċ láe ar na † maslughadh. *Ezech. 36. 20. 23. Romh. 2. 24.

6. Uimesin aiṫeonaiḋ mo ṁuinntir mainm: uimesin aiṫeonaid siad annso ló sin gur misi an té labhrus, féuċ is misé.

7. † Cred é sgiamhuiḋe ar na sléibtib atáid cosa an té do beir sgéala maiṫe leis, fuagras síoṫċáin, do beir sgéala maiṫe leis ar maiṫ, foillsighes slánaghaḋ, noċ a deir ré Sion, atá do Dhia a rioghachṫ? † Nahum. 1. 15. Romh. 10. 15.

8. Tóigfid do luchṫ faire a nguth suas, ré guṫ a naóinfeaċt canfaid siad: óir do ċífid siad súil ar súil a nuáir do béara an Tigearna Sion leis a ris.

9. Brisigh amaċ a ngáirdeaċus, canaiḋe lé ċéile a áite fásaigh Ierusalem: óir do ċobhraiḋ an Tigearna a ḋaóine, dfuasgail sé Ierusalem.

10. Do noċd an Tigearna a riaigh naóṁṫa a sfúilib na nuile ċineaḋaċ, agus do ċífid uile † ṫeorana na talmhan slánughaḋ ar Ndé-ne. † Psal. 98. 3. Luc. 3. 6.

11. Filligid, filligid, éirgiḋe amaċ as sin, † ná beanaid re ní neamhghlan: éirgiḋe amaċ as a lár; biṫisi glan noċ ioṁċras soiṫighe an Tighearna. *2 Cor. 6. 17. Taisb. 18: 4.

12. Oir ni raċṫaói amaċ lé deiṫnios, agus ni imṫeoċṫaoi lé teiṫeaṁ: óir raċaiḋ an Tigearna roimhaibh, agus buḋ é Dia Israel ċruinneoċus sibh.

13 Féuch, do dhéna mo ṡeirbhíseach go críonna: árdeoċṫar é, agus tóigfighear suas é, agus biaiḋ sé go ró-árd.

14. Amhail mar do beiṫ mórán ag maċṫnamh ort, (do bí a † ghnúis coimmillte sin ni is mó ná aondhuine, agus a ḋealbh ni is mó ná mic na ndaóine) † Caib. 53. 3.

15. Is marsin ċroiṫfios seision ar mórán do ċineaḋaċaib, druidfid na Righṫe a mbéul uime: óir do ċífid an ni nar hinniseaḋ dóib, agus measfaid an ni naċ ccúaladar. † Romh. 15. 21.

## CAIB. 53.

Ia † ċreid ar niomradh? agus cia dar foillsiughadh lámh an Tigearna? † Eoin. 12. 38. Romh. 10. 16.

2. Oir éireoċuiḋ sé suas as a ċoinne amhail planda maoṫ, agus amhail freum as talamh ṫirim: ni bfuil cuma nó sgeimh air, agus do ċonncamar é, agus ni bfuil sgiamh go niarrfamaóis é,

3. † Atá sé ar na ṫarcuisniugaḋ, agus ar na ṁimeas ag na daóinib, duine doilgiosaċ, agus eolach ar ḋóbrón é: agus foileoċamaoid-ne mur buḋ eaḋ ar naighṫe uaḋ; do tarcuisnigheaḋ é, agus ni raibh meas againn air. † Caib. 52. 14. Marc. 9. 12.

4. Go

* Math. 8. 17.

4. Go deimhin * diomchuir sé ar ndoil-
ghiosa, agus diomchuir sé ar ndóbhrón:
gidheadh do mheasamar é buáilte, buáilte
ó Dhia, agus smachtuighthe.

† Romh. 4. 25. 1 Cor. 15. 3. * Pead. 2.24.

5. Acht is ar son ar lochtne do
* loitedh é, do brúigheadh é ar son ar
cciontaidhne: is airsion do bhí smachtughadh
ar síothchána, * agus is le na chneadhaibh-
sion atamáoidne slánuighthe.
6. Do chuamar uile amhuil caóiridh
ar seachrán; do chláonamar gach uile
duine againn ar slighe féin; do leag an
Tighearna airsion ar cciontá uile.

† Math. 26. 63. & 27.12. Marc. 14 61. & 15. 5. Gníomh. 8. 32.

7. Do brúigheadh, agus do goirtigheadh
é, gidheadh níor fosgail sé a * bheul: tu-
gadh mar úan chum a mharbhtha é, agus
mar bhios cáora balbh a bhfiadhnuisi fir
a bhearrtha, mar sin níor fosgail sé a bheul.
8. Rugadh as príosún, agus ó bhreit-
eamhnus é: agus cia foillseochus a ghi-
nealach? óir do gearradh amach é as
tír na mbeó, ar son chionta mo phobail-
si do buáileadh é.

* 1 Pead. 2. 22. 1 Eoin. 3. 5.

9. Agus do rinne sé a uaigh ag na
droch-dhaóinibh, agus ag na saidhbhribh
ann a bhás, do bhrígh nach dearna sé foir-
éigion ar bith: ní * mó do bhí cealg ar
bith ann a bheul.
10. Gidheadh budh toil leis an Ttigh-
earna a bhrúghadh, do chuir sé chum doil-
ghis é: a nuáir do dhéana tú offráil da
anam ar son peacaidh do chifidh sé a shíol,
faideochaidh sé a láethe, agus rachaidh
deaghthoil an Tighearna ar a haghaidh
iona láimh.
11. Do chifidh sé do sháothar anma, a-
gus biáidh sé sásta: lé na eolus sá-
órfas mo sheirbhiseach fíréanta mó-
rán; óir iomchoraidh sé a ccionta.

* Marc. 15. 28. Luc. 22. 37. * Luc. 23. 34.

12. Uime sin bhéara misi cuid dó a mó-
rán, agus roinnfe sé an chreach ris an
ccumasach: do bhrígh gur dóirt sé amach
a anam chum báis, * agus gur háirmeadh
a measc na cciontach é: * agus gur
iomchuir sé peacaidhe móráin, agus go
ndearna sé guidhe ar son na cciontach.

## CAIB. 54.

Can, * a aimrid, tusa nach * Gala. 4. 27.
rug; bris amach a cceol,
agus fúagair ós árd, tu-
sa nach raibh re niodhnaibh;
óir is mó clann na haon-
ránaigh ná clann na mná pósta, a deir
an Tighearna.
2 Fairsingidh áit do lóistin, 7 leath- † Esai.
naighedis cuirtine háitreibhe amach: ná
coigil, fadaigh do córdaóa, agus neart-
aigh do chuáilleach.
3. Oir brisfe tú amach ar an láimh
deis, agus ar an cclé, agus geabha
do shliocht oighreacht na ngeinteadh, 7 do dhé-
anadh na caithreacha uaigneacha áitighthe.
4 Ná heagluigh, óir ní bhia náire ort:
óir dearmadfaidh tú náire hóige, agus
ní chuimneocha tú masla do bhaintreaba-
chus ní as mó.
5. Oir isé do chruthaightheóir fear,
† Tighearna na slógh isé a ainm, a- † Luc. 1. 32.
gus do slánaightheóir áon náomhtha Is-
rael Dia na talman go hiomlán goir-
fighear de.
6. Oir do ghoir an Tighearna tusa
mar mhnaói ar na tréigean agus du-
bhach a spiorad, agus mar mhnaói óige,
a nuáir do diultadh tú, a deir do Dhia.
7. Do thréigh misi tú, a móment big,
as cruinneocha mé tú lé grásaibh móra.
8. A mbeagán feirge dfolaigh mé ma-
ghaidh uáit ar feadh móimeinte, acht
do dhéanad trócaire ort lé cineal síorrui-
dhe, a deir an Tighearna fuasgal-
tóir.
9. Oir atá so mar uisgeadhaibh Noah
damsa; óir mar do mhionnaigh mé nach
racaidis uisgeadha † Noah ní as mó † Gen. 9. 11.
ar an ttalamh; mar sin do mhionnaigh
mé nach beinn feargach riotsa, agus
nach maisleochainn tú.
10. Oir imeochaid na sléibhte,
áthrochar na cnoic, acht ní imeóchaidh
mo chineal-sa uáitsi, ní mó áthróctar
cunnradh

cunradh mo shíothchána, a deir an Tighearna do ní trócaire ort.

11. Oh thusa atá a naindise, ar do theilgion ag a nanfa, agus gan comhfhurtacht, féuch suigheocha mē do chlocha maille re * dataib breágha, agus legfa mē do bunáite le Saphiorsaib.

* 1 Chro. 29. 2.

12. Agus do dhēna mē thseineoga do agataibh, agus do gheatada do carbuncail, agus himle uile do clochaibh breágha.

13. Agus múinfighear do chlann uile leis an Tighearna, agus budh mór síothcháin do chloinne.

† Eoin. 6. 45.

14. Daingneochthar a bhfirinntacht thú, biádh tú a bhfad ó bhrúghadh, óir ni bhiaidh eagla ort; agus ó chritheagal, óir ni thiucfa sé ad ghar.

15. Féuch, go deimhin cruinneochuid siad a gcionn a chéile, achd ni liomsa; gidh bē chruinneochus a gceann a chéile ad aghaidh, tuitfid siad ar do shonsa.

16. Féuch, do chruthaigh mē an gabha shéidear an gúal ann sa teine, agus do bheir amach ball óirnéisi chum a oibre, agus do chruthaigh mē an millteóir da dhimilleadh.

17. Ni bhéara arm ar bith dá ccumeachthar buáidh ad aghaidhsi, agus gach teanga dá néireochaidh ad aghaidh, daimneocha tú í a mbreitheamhnus. Asi so oighreachd sheirbhiseach an Tighearna, agus is uáimsi atá a bhfirinntachd, a deir an Tighearna.

CAIB. 55.

HO, tigheadh gach uile dhuine tartmhar chum na nuisgeadh, agus an té ag nach bhfuil airgiod; tighidhe, ceannaidh, agus ithidh, tigidh fós, ceannaidh fíon, agus bainne gan airgiod, agus gan lúach: * Eoin. 7. 37.

2. Creud fá ccaithighe airgiod ar ni nach arán? agus bur saothar re ni nach sásuigheann? Eistigh go dúthrachtach riomsa, agus ithidh an ni is maith, agus biodh dúil ag bur nanam a meuthus.

3. Cláonaidh bur ccluas, agus tigidh chugamsa: cluinidh, agus mairfidh bur nanam, agus do dhéna misi cunnradh síorruidhe ribh, eadhon * grása daingne Dháibi. * Gniomhbh. 13. 34.

4. Féuch, tug mē eision mar fiadhnuisi don pobal, na threoraighteóir, agus na chaiptín don pobal.

5. Féuch, goirfidh tú cineadh nach feas duit, agus críocha da nár baithnidh thusa ritfid siad chugad, do bhrigh an Tigearna do Dhia, agus ar son aóin náomhtha Israel; óir do glóruidh sé tú.

6. Iorruidhsi an Tigearna an fead bias sé ar fagáil, goiridh air an fead atá sé a bfogus.

7. Tréigeadh an droch dhuine a shlighe, agus an duine neimhfhirinnta a smuaintighthe: agus filleadh sé chum an Tigearna, agus do dhéna sé trócaire air, agus chum ar Ndé ne, óir maithfidh sé go lionmhar.

8. Oir ni hiad mo smuaintighthe bur smuáintighthesi, ni mo asiad bur slighthe mo shlighthesi, a deir an Tigearna.

9. Oir fa mar is áirde na neimh ná an taláin, is marsin is áirde mo shlightheasi ná bur slightesi, agus mo smuáintighthe ná bur smuáintighthe.

10. Oir

10. Oir fa mar thiga an fearthuin a nuas, agus an sneachta ó neamh, agus nach bfilleann ann sin, acht go bfliuchann an talamh, agus go ttabhair air geineamhain agus fás, chor go ttiubhradh sé siol don tsioladóir, agus arán don té iosas é:

11. Mar sin bhias mo bhriatharsa, noch théid amach as mo bhéul, ni fillidh si chugam go diomhaoin, acht coimlionfuidh si an ni is toil liom, agus rachaidh ar a haghaidh, anns a ni chum ar chuir mé i.

12. Oir rachthaoisi amach maille re meanmuin, agus beurthar amach sibh maille re siothcháin: brisfid na sléibhte agus na cnoic * amach rompa a gceól, agus buáilfid uile chrann an mhagha a láma. †Caib. 35. 1.

13. Fásfuidh an crann giumhuis a náit an droighin, agus a náit na dreise tiocfaidh an crann Mirtail a nios: agus biáidh sé mar ainm don Tighearna, mar chomhartha biothbhuan nach gearrfuighear amach.

CAIB. 56.

IS marso a deir an Tighearna, coimhéduighsi breitheamhnus, agus déanuidh ceart: óir atá mo shlánughadhsa a bfogus do theacht, agus mfirinne re na foillsiughadh.

2. Is beannuighthe an té do ni so, agus mac an duine beirios greim air; noch choimhédas an tsaóire gan a truáilleadh, agus choimhédas a lámh ó dhéanamh uile ar bith.

3. Ná habradh mac an choimhightidh cheanglas é féin ris an Tighearna, ga rádh, do dhealuigh an Tighearna misi go hiomlán ó na mhuintir: agus ná habradh an caillteanach, féuch, is crann crion mé.

4. Oir is marso a deir an Tighearna ris na caillteanachaibh choimhéduis mo shaóire, agus thoghas na neithe thaithneas riom, agus beirios greim air mo chunnradh:

5. Do bhéara mé dóibhsin ann mo thigh agus taobh a stigh dom ballaighibh, áit agus ainm is fearr ná do mhacaibh nó dingheanaibh: do bhéara mé dóibh ainm siorruidhe nach gearrfuighear amach.

6. Mic na ccoimhightheach mar an ccéadna iadhas iad féin leis an Tighearna dfoghnamh dó, agus do ghrádhughadh anma an Tighearna, agus do bheith na seirbhíseachaibh aige, gach uile dhuine choimhédas an tsaóire nach brisionn í, agus ghlacus greim dom chunnradh:

7. Do bhéara * mé iad dom shliabh naómhtha, agus do dhéana mé lúathgháireach iad ann mo thigh urnaighe: glacfuighear a nofráil loisge, agus a niodbarta ar maltóiribh; óir goirfighear dom thigh, * tigh na hurnuighe do na uile pobal. Caib. 7. 2. †Mat. 21. 13. Marc. 11. 17. Luc. 19. 46.

8. A deir an Tighearna Dia, noch chruinnigheas dithbheartha Israel, cruinneocha mé fós chuige taobh amuigh don méid atá cruinn aige.

9. Sibhsi a uile ainmhidhe an mhagha, tigidh do shlughadh, sibhsi fós a uile bheathacha na foraóise.

10. Atáid a lucht faire dall, atáid uile ainbfiosach, atáid uile ma madraighibh balbha, ni fhéaduid tathfann; na ccodladh, na luidhe sios, atáid grádhach air néullfurtaigh.

11. Atáid fós na madraighibh ciocracha, nach bféadann choidhche a sáith dfagháil, agus is aódhaireadh gan tuigsin iad: féuchaid siad uile dá slightibh féin, gach uile dhuine ar son a tharbha ó na cheathramhuin.

12. Tigidh uáibh, a deirid siad, do bhéara misi fion liom agus lionfam sinn féin lé digh láidir, agus biáidh a márach mar an ló a niugh, agus ni sa ro fhairsinge.

CAIB.

## CAIB. 57.

Atáid an fíréun sgéad, agus ni chuirenn áondúine ann a chroidhe é; agus beirthear na daoine * trócaireacha as gan áondúine do chur a suim go mbeirthear na fíréin as ó olc atá ag teacht. † Psal. 12. 1. Mic. 7. 2.

2. Racaidh sé a síothcháin; coimneochaid siad iona leaptachaibh gach aon siubhlas iona ionnracus.

3. Acht tigidh a bfogus a leith annso, a macaa na bandraoi, sliocht a nadaltrannaigh, agus na striopaighe.

4. Cia a nagaidh a ndéntaoi bhur macnus? cia a nagaidh a ndéntaoi béul fairsing, agus a ttairngthi an tenga amach? nach clann an tsáruighthe sibh, síol na mbréig?

5. Da bhur lasadh féin lé hiodhalaibh faói gach aon chrann * glas, ag marbhadh na lenabh annsna gléanntaibh fa scealpaibh na ccarrac. † 1 Righ. 16. 4.

6. A measc na ccloch mbláith an tsrotha atá do chuid ronna; is iadsin, iad sin do chuid ronna: eadhon is dóibhsion do dhóirt tú oifrail dighe; do iodhbair tú oifrail bídh. An bfuighinse sólas ar bith ionta so?

7. Ar chnoc árd uachtarach do shuighidh tú do leaba, eadhon is annsin suas do chuáidh tú dofrail iodhbarta.

8. Ar chúl an doruis mar an ccéadna, agus na bpostadha do chuir tú suas do chuimhne: óir dfoillsigh tú thú féin dfior oile taobh amuigh díomsa, do chuáidh tú suas, dfairsingidh tú do leaba, agus do rinne tú cunnradh riusan, do ghrádhaigh tú a leaba, mar a bfaca tú a náit.

9. Agus do chuáidh tú a gcionn an Righ lé hola, agus do mhéaduigh tú do dheaghbholtaibh, agus do chuir tú do theachta a bfad uáit, agus dísligh tú thú féin go hifrionn.

10. Atá tú coirthe ó mhéud haistir; gidheadh ni abair tú, ni bfuil dóthchus ar bith: fuáir tú betha do láimhe; uime sin ni raibh tú doilghiosach.

11. Agus cia roimhe agá raibh úaman ort, nó dimeglaigh tú, as a ndéarna tú bréig, agus nach ar chuimhnigh tú misi, agus nach ar chuir tú ann do chroidhe é? nach ar thost misi fós ro fada, agus níor eaglaigh tusa romham?

12. Foillseochaidh mé thfirinntas, agus hoibreacha, óir ni tharbheochaid siad ort.

13. A nuáir éigheas tú, tárthaighidis do chompánaigh tú: acht béra an gáoth ar siubhal uile iad, béra an diomaoines a siubhal iad: acht sealbhochaidh an té chuireas a dhóigh ionnamsa an tír, agus do gébhaidh oighreacht mo shléibhe naomhtha.

14. Agus a déaraidh, * teilgidh suas, teilgidh suas, ullmhaighidh an tslighe, beiridh an cép tarsligh as slighe mo mhuintire. ‡ Caib. 40. 3. & 62. 10.

15. Oir is marso a deir an tí árd uasal, noch áitrebhus a síorraidheacht, darab ainm Náomhtha, áitreabhas ann sa náit áird agus náomhtha, agus maille ris an té atá do spiorad combrúighthe agus umhal, dathbheódhadh spiorad na numhal, agus dathbheódhadh croidhe na ndaoine bhíos combrúighthe.

16. Oir ni chonnsaighid mé go síorraidhe, ni mó bhías mé a ccomhnaidhe feargach: óir dfailleochadh an spiorad romhamsa, agus na hanmanna noch do rinne mé.

17. Ar son éigceart a sainte is eadh do bhí mé feargach, agus do bhuáil mé é; dfolaighios mé féin, agus do bhí mé feargach, agus do chuáidh seision ar agaidh go dona a slighe a chroidhe.

18. Do chonnairc mé a shlighthe, agus leigheosaidh mé é; treóróchaidh mé é fós, agus aiseoga mé comfurtacha dó féin agus dá cháointeachaibh.

19. Cruthaighim toradh na bpusineadh; síothcháin, síothcháin don tí bhíos a ninmchéin, agus don tí atá a bfogus, a deir an Tighearna, agus leigheosaidh mé é.

20. Acht is cosmhuil na ciontuigh
ris an bhfairrge buaidheartha, a nuáir nach
bhféadann sí suaimhneas do dhénamh, a tteil-
gid a huisgeadha súas salchar agus
lábán.
†Caib.48.22. 21. Ni bhfuil síothcháin* ar bith ag
na ciontachaibh, a deir mo Dhiasa.

## CAIB. 58.

Eigh go hárd, ná coigil, tóig
súas do ghuth amhuil stoc,
agus taisbeáin don phobal
a sárughadh, agus do thigh
Iácob a bpeacaidhe.
2. Thairis sin iarraid síad go laéth-
eamhuil, agus dúthlighid a néolus mo shligh-
theasa, amhuil cineadh do rinne ionnracus,
agus nár thréig órdughadh a Ndé: iarr-
aid síad orumsa breitheamhnus an cheirt,
bhí dúil aca teacht a ngar do Dhia.
3. Cred fár throisgeamar, a dei-
rid síad, agus nach bhfaiceann tusa?
créd fár phianamar ar nanam, agus
nach bhfeadann tusa? féuch, a ló bhur
ttroisge do gheabhtaoi sólás, agus
iarrfuidhe go geur bhur bfiacha uile.
4. Féuch, troisgthí ar son imreas-
na, agus ceannairge, agus do bhualadh
le dórn go hurchóideach, troisgthí mar
do nithí aniosa lósa do dhénamh bhur ngotha
chluinsion go hárd.
† Sac.7.5. °Lebh.16.29. 5. A né a leithéid sin* do throsgadh
do thogh misi; * lá don duine do smach-
tughadh a anma? a né do chromadh a
chinn síos amhuil buigsibhinn, agus do leath-
nughadh saicéadaigh agus luaithrigh
faói? an ngoireann tú troisgadh de so,
agus lá taitneamhach don Tighearna?
6. Nach é so an troisgadh do thogh
misi, do sgaoileadh cuibhreach a nuile,
dá ttromadh na núalach ttrom, agus
go mbristeadh sibh gach uile chuibhreach?
†Ezech.18.7. 7. Nach chum harain do *roinn ar
na bochtaibh, agus go ttugtá dot
tigh na boicht a sgechrán? a nuáir do

chífe tú an tárrnocht, go bfoileocha
tú é, agus nach bfoileocha tú tú féin
ód feóil féin?
8. Ansin bristfior do solus a-
mach mar an maidin, agus sginnfidh do
sláinte amach go lúath: agus rachaidh
hionnracus romhad, cuirfeochaidh glóir
an Tighearna thú. †Uibhre. 23. Caib. 2.
9. Ann sin ghoirfios tú, agus fre-
gorfuidh an Tighearna; éighfidh tú, agus a
dhéarfa seision, atáim ann so: má chuirionn
tú uáit as do lár an chuing, cur amach
an méir, agus labhairt díomaóinis;
10. Agus má thugionn tú hanam
amach do nocrach, agus go sáiseochá
tú an tanam deireóil: ansin éireochaidh
do solus ansa dorchadus, agus biáidh †Caib.1.1
do dorchadas amhuil meadhón an laói.
11. Agus treórochuidh an Tighear-
na thú a ccomhnuidhe, agus sásfuidh sé
hanam a ttiormach, agus do dhéna
sé do chnáma méith: agus budh cosmhuil †Job 15.35 Psal. 7. 14.
thú re gáirdín ar na fhliuchadh, agus
cosmhuil re tobar fioruisce nach bfailli-
ghid a uisgeadha.
12 Agus *áitreochaid daóine uáit na †Caib.61.4.
seanáite fásuigh: tóigfe tú súas bunáite
mórain ginealach: agus goirfighear diot
fear leasuighthe an bhriste, fear aisighthe na
slighthead dáitreabh ionta.
13. Má filleann tú do chos ón tsa- †Job 8. 14. ... 16. Romh. 15.
óire, do dhénamh do thoile an mó ló saóire-
si, agus go ngoirfe tú soibhneas don
tsaóire, lá naomhtha onórach an Tigher-
na, agus go nonórfa tú é, gan do
shlighthe féin do dhénamh, nó haoibhneasa
féin dfaghail, nó gan do bhriathra [féin]
do labhairt:
14. Ansin biaidh haoibhneas ansa Ti- †Deut.32.13
ghearna, agus do dhéna misi ort * mar-
cuigheacht do dhénamh ar áitibh árda na tal-
man, agus béathocha mé tú a noighreacht
Iácob hathar; óir do labhair béul an Ti-
ghearna é.

CAIB.

## CAIB. 59.

FEuch, níor giorruigheadh lám
* an Tighearna, as nach
bhféadann sé tártáil, agus
ní trom a ċluas, as nach
† Uibhre. 11. 23. Caib. 50. 2. bhféadann cluinsion.
2. Acht do rinne bhur ccionnta-
sa deluġadh idir sibhsi agus bhur
Ndia, agus dfoluigheadar bhur bpeac-
uidhe a aġaidh uaibh, go naċ ccluin-
fidh sé.
3. Oir do salċadh bhur lámha lé *
fuil, agus bhur méir lé héigceart:
† Caib. 1. 15. do labhradar bhur bpuisiniġ bréaga, do
smúaineadar bhur tteangṫa urċóid.
4. Ní ġoireann aonduine ar ċeart, a-
gus ní ṫagrann aoinneaċ ar son firinne:
dóċcuiruighid siad a ndíomaóineas, a-
gus a deirid bréga; * tionnsgnuid
† Iob 15. 35. Psal. 7. 14. dioġbháil, agus beirid amach éigceart.
5. Do ġuirsiodar uiġe an ċocat-
ris, agus dfiġeadar líonradh damháin
alluidh: an té iṫios dá nuiġibh éuguidh
sé, agus an ní bruiġtear, brisiġ sé
amaċ na aiṫir nimhe.
6. Ní béid * a lionta na néuduiġibh,
ní mo foileoċuid siad iad féin le na
† Iob 8. 14. Seanrait. 1. 16. Romh. 3. 15. noibreaċaibh: is oibreaċa éigceirt a
noibreaċa, agus atá gníomhradh foiréi-
gin iona lámhuibh.
7. Riṫuid a ccosa ċum uilc, a-
gus do nid deiṫnios do ḋórtadh fola
neimċiontuiġ: is smuáintiġṫe uilc a
smuáintiġṫe, atá fásugadh agus
aidhmilleadh iona sliġṫibh.
8. Ní haiṫnid dóibh sliġe na síoṫ-
ċána, agus ní bhfuil breiṫeamhnus ar biṫ
iona nimṫeacuibh: do rinneadar dóibh féin
sliġṫe cama; gidh bé ṫéid ann sin, ní
bia fios síoṫċána aige.
9. Uime sin atá breiṫeamhnus a bhfad
uainne, agus ní beirionn an ceart or-
uinn: feiṫmid ar solus, aċt féuch dor-
ċadus; feiṫmid ar ḋealradh, aċt siubh-
luiġmid a ndorċadus.
10. Do nimid smeurnaċt ar na ball-
uibh amhuil dalla, agus do nimid smeur-
naċt mar naċ beidis súile aguinn:
tuislemid ann sa meadhon laoi mar a
noiḋċe, atámuid a náitibh uáigneaċha
amhuil daoine marbha.
11. Nuallamuid uile amhuil maṫh-
ġamhna, agus gubhamaoid go doilgh
amhuil columa: atá ar súil re
breiṫeamhnus, aċt ní bhfuil ar faġáil;
ar son tárṫala, atá sí a bhfad uainn.
12. Oir atáid ar ccionnta ar bhfoir-
lionadh ad laṫairsi, agus fiaġnuiġid
ar bpeacuidhe ar naġaidh; óir atáid ar
sáruiġṫe maille rinn, agus ar son ar
néigceirt, is aiṫnid dúinn iad:
13. A sárugadh, agus a mórsgaibh
a naġaidh an Tiġearna, agus a nim-
ṫeaċt ar siubhal ó ar Ndia, ag labhairt
leaṫtruim, agus easumla, ag tionnsc-
nam, agus ag labhairt ó ċroiḋe briaṫ-
ra bréagaċa.
14. Agus do filleadh breiṫeamhnus ar
ccúl uainn, agus seasuidh an ceart a
bhfad uainn: óir do ṫuit a nfirinne ann-
sa tsráid, ⁊ ní féadann an ċóir dul a
steaċ.
15. Dfaillig fós a nfirinne,
an té seaċnus an tolc do ní sé
creaċ de féin: agus do ċonnairc an Ti-
ġearna sin, agus dob olc leis nach
raibh breiṫeamhnus ar biṫ ann.
16. Agus do ċonnairc sé naċ raibh
aonduine, agus dob iongnadh leis nach
raib impideach ar biṫ ann: * uime sin † Caib. 63. 5.
ṫug a ruiġ slánuġadh ċuige, agus a
fírinntaċt do ċoṫuiġ sí é.
17. Oir do ċuir sé * firinntas uime † Eph. 6. 14.
mar uchtlúireaċ, agus clogad an tslán- 17. 1 Tes. 5. 8.
uiġṫe ar a ċeann: agus do ċuir sé cu-
laidh an dioġaltais uime mar éadach,
agus do hiondluigheadh é le teasġrádh amhuil
clóca.
18. Do réir * a ngníomh is mar an • Caib. 63. 7.
ccéadna ċuiteoċus sé, buile re na náimhuid
luáiġeaċt dá easċáirdibh, do bhéara sé
luáiġeas do lucht na noiléan.
19. Mar sin biaidh eagla ainme an Ti-
ġearna orra ó nairṫer siar, agus a
glóire ó éirġe na gréine: a nuáir
ṫiucfas an námhuid a steach * amhuil † Taisb. 12.
tuile, tóigfe spiorad an Tighearna 15.
bratach suas na aġaidh.
20. Agus tiucfa an slánaigh-

ṫeóir † go Sion, agus ċum na druinge
‡ Romh. 11. 26. fillios ó ṗeacaiḋ an Iácob, a deir an
an Tigherna.
21. Ar mo ṡonsa, isé so mo ċun-
rad riu, a deir an Tigherna, mo spio-
rad noċ atá ortsa, agus mo ḃriatra
do ċuir mé ann do ḃéul, ni deileochuidh
re do ḃéul, nó re ḃéul do ṡíl, nó re
ḃéul síl do ṡíl, a deir an Tigherna,
ó so amaċ, agus go bráṫ.

---

## CAIB. 60.

Eirigh, dealruigh, óir ṫáinic do
ṡolus, agus deirrig glóir an
Tigherna ort.
2. Oir féuch, foileochuidh
an dorċadus an talam, agus dorċa-
das tiugh an pobal: acht éireochuidh
an Tigherna ortsa, agus do ċifighear
a ġlóir ort.
† Taisb. 21. 24. 3. Agus tiucfuidh na † geintidhe
ċum do ṡoluis, agus Righte ċum soill-
si héirghe.
† Caib. 49. 18. 4. * Tóig suas do ṡúile timċioll fa
ccuáirt, agus faic: cruinnighid siad
iad féin a ccionn a ċéile, tigid siad ċu-
gadsa; tiucfaid do mic a himċéin, ⁊ oil-
fighear hingena red ṫáob.
5. Annsin do ċife tú, agus lion-
fuidhear tú, agus sgéinfidh do ċroiḋe,
agus fairsingeochtar é, do ḃrigh go bfill-
fighear ċugadsa iomadamlas na fairge,
go ttiucfaid neart na ngeinteadh chu-
gad.
6. Foileochuidh iomadamlas na ccá-
mall tú, dromedairi Mhidian, agus
Ephah: tiucfuid siad uile ó Shéba;
† Caib. 61. 6. do ḃéaruid * ór léo agus túis, agus
foillseochuidh amach molta an Tigher-
na.
7. Cruinneochtar tréuda Cedar uile
mar áon ċugadsa, foigheonuid reiṫe
Nebaioṫ ort; tiucfuid suas mail-
le ré mo ḋeghṫoilsi ar maltóir, a-
gus glóirfiodsa tigh mo ghlóire.
8. Cia hiad so eitiollus mar néull,
agus mar ċoluma ċum a bhfuinne-
óg?
9. Go deimhin feitfid na hoiléain
riomsa, agus loingios Tharsis ar
† Gal. 4. 26. ttús, agus do † ḃéurfuidh do micsi a
himċéin, a nór agus a nairgiod léo,
go hainm an Tighearna do Dhia, a-
gus go háon náomṫa Israel, do ḃrigh
gur ghlóruigh sé tusa.
10. Agus cuirfid mic na ccoimiṫ-
ṫeach do ballada suas, agus foigh-
eonuid a Righte duitsi: óir do ḃuáil
misi ann mfeirg tú, act ann mo ḋegh-
ṫoil do rinne mé trócaire ort.
11. Uime sin béid do † gheatadha † Taisb. 21. 25.
fosgailte do ghnáṫ, ni druidfighear
iad a ló nó a noiḋċe, ċum go ttuga
daóine ċugad neart na ngeinteadh,
agus go ttugthar a Righte chu-
gad.
12. Oir an cinedh nó an rioghacht
naċ bfoigheonuid duit, sgriosfuighear é;
fáisgeochtar fós na cineadaċa sin uile.
13. Tiucfa glóir Lebanon ċugad,
an crann giumhais, an crann pine, agus
an boxa a néinfeacht, do sgiamughadh
áite mo ṡanctóra, agus do ḋéana
mé áit mo ċos glórmhar.
14. Tiucfuidh fós mic na ndaoine
do ghortuigh tú, do ċlaonadh ort: a-
gus * a uile dhuine do ṫarcuisnigh ‡ Taisb. 3. 9.
tú, cromfuidh sé síos ag bonnuibh do
ċos, agus goirfid caṫair an Tigher-
na dhiot, Sion aóin náomhtha Is-
rael.
15. A náit ar tréigeadh, agus ar
fuaṫuigheadh tú, ionnus nár ghabh
áonduine tríod, do ḋéana mé oirdhear-
cus siorṫbhuan diot, gáirdeachus mó-
rán ginealach.
16. Diulfuidh tú fós bainne na ngein-
teadh, agus diulfa tú ciċe na Riogh,
agus biáiḋ a ḟios agad gur misi an
Tighearna do ṡlánaighṫeóir, agus
thfúascaltóir, áon cumhachtach Iá-
cob
17. Ar son práis do ḃéara mé ór
liom, agus ar son iaruinn do ḃéara
mé airgiod, agus ar son crannaiḋ prás,
agus

agus ar son cloch iarann: do dhénad fós síothcháin dot leththromh, agus dot dhóirtheóirsibh fírénntach.

18. Ni cluinfighear foiréigion ann do thír ni sa mó, fásughadh nó aidhmilledh táobh a stigh dot theoramhnuibh; acht goirfidh tú dot balladhuibh slánughadh, agus dot ghetaduibh moladh.

19. * Ni budh hé an ghrian fesda do solus ansa ló, agus ni hí an ghealach bheuras solus mar loinnir duit: acht is é an Tighearna bus solus síorruidhe duit, agus do Dhia do ghlóir. † Taisb. 21. 23. & 22. 5.

20. Ni racha do ghrian faói ni as mó, agus ni sgéona do ghealach i féin: óir is é an Tighearna bus solus síothbhuan duit, agus críochnochar láethe do ghuba.

21. Béid fós uile dáoine fírénnta, gébhuid oighreacht na dúithche go brách, géug mo phlanduighthesi, obair mo lámh, chor go nglóruighthear mé.

22. Biaidh an beag na míle, agus an fann na chinedh mór: misi an Tighearna deithfreochadas in iona am.

## Caib. 61.

† Luc. 4. 18.



Tá * spiorad an Tighearna Dia orumsa, do bhrígh gur ung an Tighearna mé do shearmóir sgéula maithe do na ceannsuibh, do chuir sé mé do cheangal súas na ccroidhthe mbriste, dfúagra sáoirse do na braighdibh, agus osgailte an phriosúin don dream atá ceangailte:

2. Dfúagra bliadhna taitnemhuigh an Tighearna, agus láe dioghaltais ar Ndé; do chabhrughadh na méide chaoidheas:

3. Dórdughadh don dream chaoidheas a Sion, do thabhairt sgéimhe dóibh ar son lúatha, ola an gháirdeachais ar son dóbróin, éadaigh an molta ar son spioraide bhrisde, go ngoirfidhe crainn na fírénntachda dhíobh, plandughadh an Tighearna, chor go nglóruighthe é.

4. Agus cuirfid siad * súas na seanfásaighe, tóigfid súas na senáite uáigneacha, agus athnúadhuighid na caithreacha fásaigh, fásughadh mórain ginealach. † Caib. 58. 12

5. Agus seasfuid coimhthighthe, agus biáidfid bhur ttréda, agus budh iad clann na nechtrannach bhur ttreabhthaca, agus bhur lucht deasuighthe bhur bhfíneamhnach.

6. Acht goirfighear dibhsi sagairt an Tighearna, goirfid na dáoine sagairt ar Ndé dibh: † iosthaói saidhbhrios na ngeinteadh, agus ann a nglóir mhaoithfidhe sibh féin. † Caib. 60. 6

7. Ar son bhur náire do ghebhthaói dúbalta; agus ar son aidhmillte, gáirdeochaid ann a ccuid roinne: uime sin iona ndúthaigh sealbhochaid roinn dhúbalta, biáidh lúathgháir síorruidhe aca.

8. Oir misi an Tighearna gráduighim breitheamhnus, is fúath liom sladmóireacht mar offráil loisge, agus séolfa mé a nobair a bfírinne, agus do dhéna mé cunnradh suthain riú.

9. Agus aitheontar a síol a measg na ngeinteadh, agus a sliocht a measg an phobail: aidheomhuid gach a bhfaicfid iad, gur bíad an síol do bheannuigh an Tighearna.

10. Gáirdeochaidh mé go mór ansa Tighearna, biáidh manam sólásach ann mo Dhia; óir déaduigh sé mé a cculaidhuibh an tslánuighthe, dfolaigh sé mé le róba na fírénntachda, amhail chóirigheas fear núadhpósta é féin le breághachtuibh, agus mar chóirigheas an bean núadhpóstai féin lé na séudaibh.

11. Oir mar do bheir an talamh a fás amach, agus amhail do bheir an gáirdín ar na neithibh cuirthear ann, fás a níos; mar sin do bhéra an Tighearna Dia fírénntachd agus moladh dfás súas as coinne na nuile chineadh.

Caib.

## CAIB. 62.

AR son Shion ni biáiḋ mé am
ṫosd, agus ar ghráḋ Ie-
rusalem ni ċoisgfe mé, nó
go ndeaċaiḋ a bfíreantaċd
amaċ amhuil dealrughaḋ, agus a slá-
nugaḋ amhuil tóirrse ar lasaḋ.
2. Agus do ċífid na geinte hion-
racus, agus na huile Righṫe do ġlóir:
agus goirfiġhear-tú maille re hainm
nuaḋ, noċ ainmneoċus béul an Tigh-
earna.
3. Biáiḋ tú fós ad ċoróin ghlóire a
láim an Tighearna, agus ad diadem
rioghamhuil a láim do Dhé.
4. Ni goirfiġer * tréigṫe díot ni
sa mó, agus ni déarṫar do dúṫaigh
ni is mó uáignech: acht goirfiġer m'oib-
neas díot, agus dot dúṫaig, pósda:
óir do ṫoiliġiḋ an Tiġerna ionnaḋ, agus
pósfuiġer do dúṫaig.
5. Oir amhuil ṗósas óganaċ maiġ-
dion, is marsin ṗósfuid do ṁic ṫusa;
agus mar ġáirdiġeas an fear nuaḋh-
ṗósda ós a ṁnaói nuaḋṗósda, mar-
sin ġáirdiġeas do Dhia ós do ċionn-
sa.
6. Do ċuir mé forairde ar do ballaḋ-
uiḃ, a Ierusalem, naċ ccoisgfiḋ a lá
nó a noiḋċe: ná biṫise bur ttosd a
ḋrong tigṫear an TTiġerna;
7. Agus ná léigiḋ suáimneas dó
nó go ndaingniḋ sé, agus go ndéarna
sé Ierusalem na ṁolaḋ ann sa talamh.
8. Do ṁionnuig an Tiġerna fa na
láim deis, agus le rig a neirt, go
dearbṫa ni ṫiubra mé ni as mó ṫar-
barsa do beiṫ na biaḋ dot naimdib,
agus ni iobhuid mic na ccoimṫideach
ṫfion ar son ar saoṫruig ṫú.
9. Acht asiad an luċt do ċruinniġ
é, iosas é, agus molfuid an Tiġerna,
agus iobhuid an ḋrong ṫug a gcionn a
ċéile é, a ccúirtib mo naomṫasarsa.
10. † Eirgidh ṫríd, eirgid ṫríd na
gcaṫuib; ullmuigiḋ slige an pobail
teilgidh suas, teilgidh suas an
tslige mór, cruinnigidh amach na clo-
ċa, tógbuidh suas bratach don po-
bal.
11. Féuch, dfuagair an Tiġerna
go crioċuib na * talman, abraiḋse
re hingin Shion, féuch, atá do slá-
nuġadh ag teċt: féuch, atá † a luái-
ḋeċt leis, agus a obair roime.
12. Agus goirfid siad díob an po-
bal naomṫa; fuasgailtiġe an Tiġ-
erna: agus goirfiġer díotsa, ar
na hiarruiḋ amaċ, caṫair naċ ar trei-
geaḋh.

• * Osé. 1. 10. 1 Pead. 2. 10. † Caib. 40. 3. & 47. 14. † Sac. 9. 9. Math. 21. 5. Eoin. 12. 15. † Caib. 40. 10.

## CAIB. 63.



Cia hé so ṫig ó Edom, maille
ré culaḋh daiṫe ó Bhos-
rah? an té so atá glór-
ṁar a nédach, ag siubal a
méd a neirt? misi labrus a bfírin-
taċt, cuṁachtach ċum saorṫa.
2. Cred † fá bfuil tú derg ann do
ċulaiḋ, agus dédaċ cosṁuil ris an té
saltras a numar a nfíona.
3. Do saltair mé a numar na fíne-
ṁna am ċónar, 7 ni raib aóinneċ don po-
bal agam: óir sailteoruiḋ mé iad ann
mfeirg, agus siubolaiḋ mé súas orrṫa
ann mo ċuṫach, agus croiṫfiġer a bfuil
ar médach, agus baileoċa mé mo
ċulaiḋ uile.
4. Oir atá † lá an dioġaltais ann
mo ċroiḋe, agus ṫáinic bliaḋain mfúas-
cailteach.
5. Agus dféuch mé, agus ni raib
áon do coiḃreoċadh, agus dob iong-
nadh liom naċ raib áon do ċongṁáil
súas: uimesin ṫug mo † rig féin co-
bair ċugam, agus do ċonnuim mo ċuṫach
súas mé.
6. Agus sailteoruiḋ mé na daoine
síos ann mfeirg, agus cuirfiḋ mé ar
meisge ann mo ċuṫaċ iad, agus do bé-
ra mé a neart síos gus an ttalamh.
7. Cuir-

† Taisb. 19. 13. † Caib. 34. 8. † Caib. 59. 16.

7. Cuimneocha mé cinéul grádach an
Tighearna, agus molta an Tighearna,
do réir na nuile neithe dar thiodhluic an
Tighearna dhúinn, agus a maitheasa móire
a ttaob tighe Israel, noch do bhronn sé
dóibhsion do réir a ghrás, agus do
réir iomad a chinéul ngrádach.
8. Oir a dubhairt sé, go deimhin is iad
mo phobalsa iad, clann nach dénna breug;
óir dob eision a slánaightheóir.
9. Do bhi seision buaidheartha ann a
nuile buáidhreadhsan, do tháruidh aingel
*Deut.7.7,8. a aighthe * iad: ann a ghrád, agus ann a
thruáighe dfuásgail sé iad, diomchuir sé
agus rug leis iad uile láethe an tsean-
ghail.
10. Acht do chúaladar * a ngruam-
*Exod.15.24. Num.14.11. Psal.78.57. & 95.9. lachd, agus do thionnd sé na naghaidh.
11. Ann sin do chuimhnigh sé na sean
láethe, Maóise agus a pobal, ghá rádh,
*Exod.14.30. * cáit a bhfuil an té tug as an bhfairrge
iad maille re priomhaodhuire a thréada?
cáit a bhfuil an té do chuir a spiorad a
naomhthasa ann a lár?
12. Noch do thréoruigh iad tre dheis-
*Exod.14.27 Jos.15.16. láimh Mhaóise, lé na rig glórmhar * ag
roinn na nuisgeadh rompa, do dhénamh a
anma siorraidhe dó féin?
13. Noch do thréoruidh iad tríd an
ndoimhnéun mar each ann sa bhfásach,
chor nach bhfuigheadh tuisleadh?
14. Amhuil théid beithech síos ann sa
ghleann, tug spiorad an Tighearna é com-
nuidh do dhénamh: is marsin do thréo-
ruigh tusa do pobal do dhénamh anma
glórmhair dhuit féin.
*Deut.26.15. 15. Féuch * a nuas ó neamh, agus
féuch ó áitreabh do naomhthasa, agus
do ghlóire: cáit a bhfuil do theasgrádh
agus do neart agus fuaim hinneadh, a-
gus do thrócaire? an bhfuil siad coimhiosgtha
orra am thóbhsa?
16. Gan amharus is tú ar nathair,
bíodh nach aithnid do Abraham sinn, a-
gus nach admhann Israel sinn: is tusa,
a Thighearna, ar nathair, ar slánaigh-
theóir, atá hainm ó sioruidheacht.
17. A Thighearna, creud fa ttug tú
oruinn seachrán ó do shlighthibh? agus ar
chrúaduigh tú ar ccroidhe do eagla? Fill
ar son do sheirbhíseach, treabha
hoighreachta.
18. Níor shealbhuigh pobal do naomh-
thasa é acht re beagan aimsire; do
shaltradar ar neascáirde do shanc-
túra fúi na ccosaibh.
19. Is sinne do múintirse, ní raibh
uachtaránachd agad a riamh ós a ccionn-
san, níor goireadh iad leó ainmsi.

CAIB. 64.

DO bfearr liom go mbrisfeá
na flaithis, go ttiocfá a
nuas, chor go ttuitleochai-
dís na sleibhte síos dot lá-
thair,
2. Amhuil mar lasas an teine leagh-
thach, beir an teine ar na huisgeaibh
fiuchadh; dfoillsiughadh hanma dot
naimhdibh, chor go ccrithneochaidís na
crìocha dot láthair.
3. A nuáir do rinne tú neithe úath-
bhásacha, nach raibh súil againne riu,
tháinic tú a nuás, do thuitlighiodar
na sléibhte síos leo thaicsin.
4. Oir ní chúaladar daóine ó tho-
sach * an domhain, níor mhothuigheadar leis
an cclúais, ní mó do chonnairc an tsúil, a *1 Cor. 2. 9. Psal.31.20.
Dhia, taobh amuigh diotsa, an ní dull-
maigh sé don tí feitheas é.
5. Teagmhuidh tú don té gháirdigheas,
agus oibrighios fíréuntas, cuimnighid
siad ort ann do shlighthibh: féuch, atá
fearg ort do bhrigh gur pheacuigheamair-
ne: ionta so atá búanfhus, agus sáor-
fuighear sinn.
6. Acht atámaóid uile amhuil neam-
ghlan, agus atáid ar moráchus uile
amhuil ceirteacha salcha; agus * sear-
gamaoid uile amhuil duilleóg, agus ru- *Psal.90.5,6.
gadar ar bpeacuidh leó sin cosmhuil ris
an ngaóith.

7. Agus

7. Agus ni bhfuil aon ghoireas ar mainmse, corruighear é féin súas do ghabháil greama díotsa; óir dfolaigh tú haghaidh orruinn, agus do leagh tú sinn ar son ar cciontadh.

8. Acht anois, a Thighearna, is tú ar nathair: is sinne an chré, agus is tusa ar ccumadóir, agus sinne uile obair do láimhe.

*Psal.78.8.* 9. Ná bíodh * fearg ro dhoilig ort, a Thighearna, agus ná cuimhnigh peacadh go síorbhuan; féuch, amharc, iarrmaoid dathchuinge ort, is sinn uile do pobal.

10. Atáid caithreacha do naomhthasa uile na bhfásach, atá Sion na fásach, Ierusalem ar na léirsgrios.

11. Atá ar tteagh naomhtha agus sgiamhach ar na losgadh uile re teine, áit ar moladar ar naithre thusa; agus ar neithe sólásach uile ar na léirsgrios.

12. An ccongbhaidh tusa srian riot féin ar na neithibhsi, a Thighearna? an mbia tú ad thosd, agus sinne do ghortughadh go géur?

CAIB. 65.

*Romh.10.20*
*Romh. 9. 24, 25, 26.*
*Eph. 2. 12.*



ATáim * ar mo lorgaireacht ón luchd nar iarr mé, * do frith mé leis an lucht nar lorgair mé: a dubhras, féuch misi, féuch misi, do chineadh nar goireadh lem ainm.

2. Do leathnuigh mé mo láma amach ar feadh an laói chum cinidh easumhail, noch siubhluighios a slighe nach maith, agus iona smuaintighthibh féin:

3. Daoine bhrostuighios misi chum feirge a gcomhnuidhe a gclár méadain, iodbhras a ngáirdinibh, agus loisgeas túis ar altóiraibh brice:

4. Noch fanas a measg na nuáigheadh, agus áitreabhas ann sna hadhlacaibh, noch itheas feóil muc, agus anbhruithe neitheadh neamhghlanadh ann a soightighibh:

5. Noch a deir, seas agad féin, ná tarr láimh riomsa, óir is naomhtha misi ná tú; is deatach iad so ann mo shróin, teine loisgeach ar feadh an laói.

6. Féuch, atá scríobhtha as mo choimhe si, ni bia mé am thosd, acht cúiteochad mé, gidh eadh cúiteochad mé é iona mbrollach,

7. Bhur cciontadha féin, agus cionta bhur naithreadh araon, a deir an Tighearna, noch do loisg túis ar na sléibhtibh, agus do masluigh misi ar na cnocaibh: ar a nadhbharsin toimheosudh mé a ccéadobair iona mbrollach.

8. Mar so a deir an Tighearna, ná mill é, óir atá beannughadh ann: mar sin do dhéanas mé ar son mo sheirbhiseach, ionnus nach sgriosfa mé uile iad.

9. Agus do bhéara mé amach síol as Iacob, agus as Iúdah oighre ar mo shléibhtibh, agus gébhaid mo roighne a oighreacht, agus áitreobhaid mo sheirbhisigh ann.

10. Agus biaidh Sáron na mhainnigh tréud, agus gleann Achor na áit luighe do tháintibh sios ann ar son mo phobail, noch diarr mé.

11. Acht is sibhsi an drong thréigios an Tighearna, dearmadaighios mo shliabh náomhtha, noch ghléusas bórd do shluagh neimhe, agus foirlíonas deoch ofrála do na pláinéadaibh.

12. Uime sin áireomhaidh misi sibh chum an chloidhimh, agus cromfaidh uile sios chum a náir, do bhrigh nár freagrabhair a nuair do ghoir mé; a nuair do labhair mé, ni * chualabhair, acht do rinneabhair olc as coimhe mo shúl, agus do thoghabhair an ni ann nach ar dhúilig misi. *Seanf.1.24. Ier 7.13. †Caib.66.4.*

13. Uime sin is mar so a deir an Tighearna Dia, féuch iosaidh mo sheirbhisigh, acht biaidh ocras oraibhsi: féuch, iobhaidh mo sheirbhisigh, acht beithise tartmhar: féuch, gáirdeochaidh mo sheirbhisigh, acht béithisi fa náire:

14. Féuch, canfaidh mo sheirbhisigh le lúathghair chroidhe, acht comhgolfaidhesi le doilgios chroidhe, agus nuallfaidhe le buáidhirt spioraide.

15. Agus

15. Agus fágfaidhe bhur nainm mar
mallacht ag mo dhaóine toghtha: óir
marbhfaidh an Tighearna Dia thú, a-
gus goirfidh sé a sheirbhisigh re
ainm oile:
16. Ionnus an té bheannuigheas,
é féin ansa talamh, beinneochuidh sé é
féin an Dia na firinne, agus an té
mhionnochus air an talamh, mionno-
chaidh sé fa Dhia na firinne; do bhrigh
gur dearmadaigheadh na céad buai-
dhearta, agus do bhrigh gur foillsighead
iad as mo radharcsa.
17. Oir féuch, cruthuighim *
*Caib.66.22. 1 Pet.3.13. Taisb.21.1. neamh nuadh, agus talamh nuadh, a-
gus ni cuimneochthar na céidneithe, a-
gus ni mó tiucfuid a ninntinn.
18. Acht bithise luathghairech,
agus gáirdighidh go siorruidhe ann-
sa ni chruthaighim; óir cruthui-
ghim luathgháir Dierusalem, agus
sólás dá pobal.
19. Agus gáirdeochuidh misi ann
Ierusalem, agus sólásfuidh mé ann
mo pobal féin; agus ni cluinfighear
* guth an ghola inte ni sa mó, nó fu-
†Taisb.21.4. aim na ccomairc.
20. Ni bhia ansin feasda naóidhe
laétheadh, nó duine foirfe nach ar
chomhlion a laéthe: óir éugfuidh
an leanabh a ccionn a chéud blia-
dhan, acht biaidh an peacach bhi-
os a ccionn a chéad bliadhan malluigh-
the.
21. Agus tógfuid tighthe, a-
gus áitreobhuid iad; agus plainn-
deochuid fineamhna, agus iosuid dá
ttoradh.
22. Acht ni thóigfid siadsan, a-
gus neach oile do áitreabh; ni plainn-
deochuid siad, agus neach oile dá
ithe: óir amhuil atáid laéthe crainn,
is marsin atáid láete mo dhaóinesi,
agus sealbhochuid mo toghta oibrecha
a lám féin.
23. Ni saothreochuid go diomaóin, a-
gus ni thiubhruid amach chum buaidh-
earta; óir issiad siol beannuighthe
an Tighearna iad, agus a sliochd
maille riú.

24. Agus tiucfa a gcrich * sul † Psal.32.5.
goirfid siad, go bfreagora misi, a-
gus an fad bheid fós ag labhairt, go
ccluinfe mé.
25. Iosuidh an * mactire agus † Caib.11. 6, 7.
an tuan a bhfochair a chéile, a-
gus iosuidh an leomhan tuighe mar
an ndamh; agus budh luaithreadh
beatha na naithreach nimhe. Ni goir-
teochuid, agus ni mhillfid ann mo
shliabh náomhtha sa uile, a deir an
Tighearna.

---

## CAIB. 66.


S marso a deir an Tighear-
na, * isé neamh mo cha- †1 Riogh.8. 27.
thaóir riogha; agus sé 2 Croin.6 8.
an talamh stól mo chos: Gniomh. 7.
cáit a bhfuil an tigh 49. & 17.24.
tógthaoi dam? agus cáit a bfuil áit
mo chomnuighthe.
2. Oir is iad mo láma féin do
rinne gach aoin ni dhiobhsin, agus
do bhádar na neithesin uile, a deir
an Tighearna; acht is don ti so
fheuchfus misi, eadhon don ti atá
bocht agus brisde a spiorad, agus
chriothnuighios rem bhréithir.
3. Atá an té mharbhus damh,
amhuil do mharbhfeadh duine; an té
offrálas lubhán, amhuil agus do
gheárrfadh muinéal madraidh; an
té iodhbras tiodhlacadh, amhuil do
thairgfeadh fuil muice; an té
loisgeas tuis, amhuil do bheinneochadh
sé iodhal; a seadh, do thoghadar
so ann a slighthib féin, agus dui-
gid a nanmanna iona nadhfhuathmhaighech-
tuibh.
4. Toighfiodsa mar an ccéadna
a ttriollasan, agus do bheara mé
a neagla orra: do bhrigh nar † Scan.1.24. Caib.74,12:
 freg- Jer.17.13.

freagair aon a nuáir do goir mé, a
nuáir do labair mé, ni cuáladar:
acht do rinneadar olc ós coinne mo shúl,
agus do togadar an ni ann nar oír-
ligh mé.

5. Eistigh briatra an Tighearna, a
dhrong chrithigheas re na bhreithir; óir
a dubhradar bhur ndearbhráithre dfúa-
thaigh sibh, do theilg amach sibh ar son
†Caib.5.19. manamasa, go madh * glórmhar an Ti-
ghearna: acht taisbéanfuidh seision chum
bhur luathgháire si, agus béidsion fá
náire.

6. Guth fuáime ón ccathraigh, guth
ón teampall, guth an Tighearna,
chúitigheas luáidheacht re na naimhdibh.

7. Suil do bhi si ré niodhnaibh rug si:
sul táinic a tinneas, do bhi si ar mbreith
mic.

8. Cia chualaidh a leithéid sin do
ni? cia chonairc leithéid na neith-
eannso? an ttiubhartar air an tta-
lamh gineamhuin a naonló, nó an mbei-
thear cineadh a naoinfeacht? óir com-
luath agus do saothruigh Sion, tug
si a clann amach;

9. An dtiubhra misi bhreith chum brei-
the, agus gan a tabhairt uirre breith?
a deir an Tighearna: an ttiubhra mé fa
dhéara gineamhuin, agus [an bhrú] do dhruid,
a deir do Dhia?

10. Gáirdighidhsi lé Ierusalem, a-
gus bithi luathgháireach lé; sibhsi uile
ler bionmhuin í: gáirdighidh lé luathgháir
sibhsi uile chaóidheas ós a son.

11. Ar chor go ndiulfuidhi, agus
go sáiseochuidh sibh lé ciochaibh a sóláis:
chor go mblighfidh, agus go mbeithi a ndoib-
heas tré iomad a glóire.

12. Oir is mar so a deir an Tighear-
na, feuch, sínfidh misi síothcháin dí a-
muil sruth, agus glóir na ngeinteadh
amhuil sruthán ag tuiliughadh: ann sin
†Caib.49.22. & 60.4. diulfuidhe, * bhértar sibh ós a taobhaibh, a-
gus beithi a mbuinnigeacht ós a glúnaibh.

13. Amhuil aon noch chomfhur-
tuighios a mhathair, mairsin fur-
teochus misi oirbhsi; agus bei-
thi ar bhur ccomhfhurtacho ann Ie-
rusalem.

14. Agus a nuáir do chithi so,
gáirdeochaidh bhur ccroidhe, agus fás-
fuidh bhur ccnáma amhuil luibh, agus ai-
theontar lámh an Tighearna re na
sheirbhiseachaibh, agus a diogháltas ós a
naimhdibh.

15. Oir feuch, tiucfa an Tighearna
le teine, agus le na charbadaibh mar
ghaoith ghuairdeáin, do chúitiughadh a
feirge maille re buile, agus a aith-
bhear maille re lasraca teineadh.

16. Oir le teine agus le cloidheamh
taigeorachas an Tighearna ris a nuile
feóil, agus budh iomdha mairbh an Ti-
ghearna.

17. An drong naomhus iad féin,
agus ghlanas iad féin ann sna gáirdinibh,
taobh siar do aon chrann amháin a lár,
ag ithe feóla muice, agus na hadfu-
athmhaireasa, agus na luiche; scrios-
fuighear uile iad, a deir an Tighearna.

18. Oir is aithnidh damhsa a noibreá-
cha, agus a smuaintighthe, tiucfa a
ccrich go ccruinneocha misi na huile chine-
dhacha 7 teangtha, agus tiucfaid siad a-
gus do chifid mo ghlóir.

19. Agus cuirfidh mé comhartha iona
measc, agus cuirfe mé an chuid racus
as diobh chum na ccineadhach go Tarsis,
go Pul agus go Lud, noch tarruingios an
bogha, go Túbal, agus go Iaban, gus
na hoileánaibh a nimchéin, nach ccuala
mo thuarusgbháil, nach mó do chonairc mo
glóir, 7 foillseochaid mo ghlóir a measc na
ngeinteadh.

20. Agus do bheuruid bhur ndear-
bhraithre uile mar oifrail chum an Ti-
ghearna as gach uile chrich ar e-
challaibh, agus a ccarbadaibh, agus a
ccóistighibh, 7 ar muillighibh, agus ar
bheathachaibh luatha, go nuige mo shliabh ná-
omhtha Ierusalem, a deir an Tighearna,
mar beirid clann Israel oifrail a
soightheach glan go tigh an Tighearna.

21. Agus glacfa misi cuid díobh
mar * sagartaibh, agus mar Lebhitibh, * Exod.19.6. Caib.61.9. 1 Pet.2.9. Taisb.1.6.
a deir an Tighearna.

22. Oir amhuil fanfuid na flaitis
nuadha, agus an talamh nuadh, noch
chuirfeochus mé, as mo choinne, a deir
an

an Tiġerna, is marsin ṁairfios bur sliochtsa, agus bur nainm.

23. Agus tiucfa a ccrich ón ġealaiġ nuáiḋ go ċéile, agus ón tsáḃoire go ċéile, go ttiucfa a nuile ḟeóil daḋradh dom laṫairsi, a deir an Tiġerna.

24. Agus raċhaid siad amach, agus féuchfaid ar ċonblaċaiḃ na ndaoine do ṗeacaiġ am aġaidhsi; óir ní ḃásfa * a bpéist, agus ní múchfaiġer a tteine, agus béid na ngráin do nuile ḟeóil. †Mar.9.44

# Leabhar an Fhaidhḋ Ieremiah.

## Caib. I.



Briaṫra Ieremiah ṁic Hilci-
ah do na saġartuiḃ do ḃi
an Anatot a ttír Bheniа-
min:
2. Gus a ttáinic briaṫar an Ti-
ġearna a laéṫib Iosiah ṁic Ammon Riġ
Iúdah, annsa treas bliaḋuin déug da
rioġacht..
3. Tháinic mar an gcéadna a láe-
ṫib Iehoiacim ṁic Iosiah Riġ Iúdah
go deireaḋ a naóiṁbliaḋuin déug She-
deciah ṁic Iosiah Riġ Iúdah, go
breiṫ Ierusalem ar siubal a mbraiġ-
ḋionas an cúigeaḋ mí.
4. Ann sin ṫáinic briaṫar an Tiġ-
earna ċugamsa, ġa ráḋ,
* Isa. 49.1.5. 5. Suil do * ċum mé ṫú annsa mbolg,
do ḃí ṫfios agam, agus sul ṫáinic
† Gal. 1. 15. tú amaċ as a mbroinn do * náomhuigh
mé ṫú, agus dórduiġ mé ṫú ad ḟáiġ
do na ciniḋaċuiḃ.
a Exod 4.10. 6. Ann sin a dubhairt misi,* oh a Thi-
ġearna Dia féuċ ni ḟéaduim labhairt; óir
is leanab mé.
7. Acht a dubhairt an Tiġearna li-
om, ná habair is leanab mé; óir ra-
ċa tú ċum gaċ neiṫe gus a ccuir-
fiḋ misi ṫú, agus giḋ bé ni aiṫeonas
mé ḋiot déarfa tú é.
Ezech. 3. 9. 8. * Ná bíoḋ eagla a naiġṫeaċ ort:
a Exod. 3.12. * óir atáimsi maille riot dot sáo-
Deut. 31. 6. Ios. 1. 5. raḋ, deir an Tiġearna.
Ebhr. 13. 6. 9. Ann sin do ċuir an Tiġearna a
† Isa. 6. lám amach, agus do ḃean rem * béul,
agus a dubhairt an Tiġearna riom, féuċ
do ċuir mé mo bhriaṫra * ad béul. * Caib 5. 14.
10. Féuch, do ċuir mé ṫú a niugh
ós cionn ċineaḋach, agus ós cionn
rioġaċt, do * ṫoċuilt amaċ, agus do
leagaḋ síos, agus do ṁilleaḋ, agus do * Caib. 18. 7. 2 Cor. 10. 5.
scrios, 7 dfoirgneaḋ, agus do plannu-
ġa.
11. Tuilleaḋ fós, ṫáinic briaṫar an
Tiġearna ċugam, ġa ráḋ, Ieremiah
cred do ċí tú? agus a dubhairt misi,
do ċím slat almoinne.
12. Ann sin a dubhairt an Tiġearna
riomsa, is maiṫ do ċonnairc tú: óir
deifreoċuiḋ misi mo bhriaṫar da ċoim-
lionaḋ.
13. Agus ṫáinic focal an Tiġear-
na an dara huáir ċugam, ġa ráḋh,
cred ċí tú? agus a dubhairt misi, do
ċím pota fiuċaiḋ, agus a aġaiḋ leaṫ
ris an ttuaisceart.
14. Ann sin a dubhairt an Tiġearna
riomsa, amaċ as an *ttuaisceart bris-
feas olc ar a nuile áiṫreabṫaċ san † Caib. 4. 6.
tír.
15. Óir féuċ, * goirfiḋ misi uile † Caib. 5.15.
ṁuinntera rioġaċt an tuáisceirt, a & 6. 22. & 10. 22.
deir an Tiġearna, agus tiucfuiḋ siad,
agus suiġfiḋ gaċ aon diob a ċa-
ṫaoir rioġa a ndul a steaċ ġeata
Ierusalem, agus a naġaiḋ a balladа
uile fa ccuáirt, agus a naġaiḋ ċaiṫ-
reaċ Iúdah uile.
16. Agus foillseoċuiḋ mé mo bhrei-
ṫeamnus na naġaiḋ a ttáob a nuile olc,
noċ do ṫréig misi, agus do loisc túis
do ḋéeiḃ oile, agus do adhair oibreaċa a
lám féin.
17. Crioslaiġ ṫusa ar a naḋbar-
sin

sin do léṡradh ṡúas, agus éirigh, a-
gus labhair riú a nuile ni dá naitheonaiḋ
misi ḋiot: ná bíoḋ anbfaiṁe ort ré
na naiġṫib, deagla go ccláoiḋfinn ṫusa
rompasan.
18. Oir féuch, do riñe mé ḋiot a
niuġ caṫair * ḋaingean, agus posta
iarrainn, agus balladha práis a na-
ġaiḋ na tíre go hiomlán, a naġaidh
Riġte Iúdah, a naġaiḋ a phrionsaḋ,
a naġaiḋ a sagart, agus a naġaiḋ
ḋáoine na tíre.
19. Agus troidfid siad ad aġaiḋ,
acht ni bféadaid buáiḋ ort: óir atáimsi
ad ḟocair dot ṡaoraḋ, a deir an Tiġear-
na.

† Caib. 6. 27. & 15. 20. Esa. 50. 7.

## CAIB. 2.

TUilleaṁ fós, táinic briaṫar
an Tiġearna ċugamsa, ġa
ráḋ,
2. Eiriġ, agus éigh a
ccluasaib Ierusalem, ġa ráḋ, is mar-
so a deir an Tiġearna, cuiṁniġim ḋuit
cinéul * hóige, gráḋ do ḋála, a nuáir
do ċuáiḋ tú am ḋiáiġ ann sa bfásaċ
a bfearann naċ ar cuireaḋ.
3. Do bi Israel na náomṫaċt don
Tiġearna, agus na primidil dá biseach:
sgriosfuiġear gaċ a sluiġeann é; tiuc-
faiḋ olc ċuca, a deir an Tiġearna.
4. Eistiġ ré focal an Tiġearna, a
ṫiġ Iacob, agus a uile ṁuinntear tiġe
Israel.
5. Marso a deir an Tiġearna, cred
an téagcart fúaradar bur naiṫre
ionnamsa, as ar imṫiġeadar a bfad uaim,
agus ar siubladar ar long diomáoin-
eas, agus as a ndearnaḋ diomáoin
iad?
6. Agus ni dubradar, cáit a bfuil
an Tiġearna? noċ tug a nios sinn ó
ṫír na * hÉgipte, do ṫreoraiġ sinn
ṫrid an ḋíoṫraḃ, agus tre fearann
bán fásaiġ, agus tre ṫír ... arta a-

† Ezech. 16. 8. Gal. 12. 14.
† Esa. 63. 9. 11. 13. Hos. 13. 4.

gus sgáile an báis, tré fearann naċ
ar gab aonduine ṫrid, agus naċ ar
áitreiḃ áonduine.
7. Agus ṫug mé sib go tír ṫoir-
ṫeaṁuil, diṫhe a toraiḋ agus a maiṫ-
easa; acht a nuáir ṫangabhair a steaċ,
do * ṫruáilleabhair mo ḋúṫaiġ, agus do
riñeabhair adḟuáṫmhar dom oiġreaċt.
8. Ni dubradar na sagairt, cáit a
bfuil an Tiġearna, agus an drong
láimhsiġeas an * dliġeaḋ nior aiṫniġeadar
mé: do ċiontuiġeadar fós na háoḋaire
am aġaiḋ, agus do ṫairrngeadar na
fáiġe tré Bhaal, agus do leanadar
neiṫe naċ ttarbhaiġionn.
9. Uimesin taigeoraiḋ mé fós rib,
a deir an Tiġearna, agus re cloinn bur
ccloinne taigeoraiḋ mé.
10. Oir éiriġiḋe tar oileanaib Chit-
tim, agus féuċaiḋ; agus cuiridh fios
go Cedar, agus measaiḋ go diṫċiol-
laċ, agus féuċaiḋ an bfuil a leiṫéid
sin do ni.
11. Nar malartaiġeadar na geinte
dée, naċ bfuil ar aon ċor na * ndéeib?
as dáṫruiġeadar mo ḋáoinesi a ngloir
ar ni naċ ttarbhaiġionn.
12. Biṫi iongantaċ a neaṁa fán ni-
se, agus biṫi uaṁnaċ go haḋḟuáṫ-
mar, biṫi go ro dubaċ, a deir an
Tiġearna.
13. Oir dá olc do riñeadar mo ḋá-
óinesi: * do ṫréigeadar misi tobar na
nuisgeaḋ mbeo, agus do ṫoċladar
dóib féin tiubraide, tiubraide briste
naċ cconġmann uisge.
14. An seirbiseaċ Israel? an sclá-
buiḋe é rugaḋ san baile? cred as
ar milleaḋ é?
15. Do núalladar na leoṁain óga
air, agus do ṫógbadar a ngut súas,
agus do riñeadar fásaċ da ḋúṫaiġ:
atáid a ċaiṫreaċa dóite gan áitreab-
ṫaiġ.
16. Mar an gceadna do brisiodar
clann Noph agus Tahapanes bai-
tis do ċinn.
17. Naċ ar ṫarraing tusa so ḋuit
féin, ann sa náit ar tréig tú do Thi-
ġearna Dia, a nuáir do theoraiġh
sé

† Psal. 78. 58 & 106. 38.
† Romh. 2,20
† Caib. 16. 20.
† Caib. 17. 13. & 18. 14. Psal. 36. 9.

sé annsa tslighe thú?
18. Agus a nois cred atá agad
re a ólnam a slighe na hÉgipte, dól
uisge Sihor? nó cred atá agad re
ólnam a slighe na hAssiria, dól uisge
na habhann?
‡ Isa. 3. 9. Ose. 5. 5. 19. † Smaicteochuidh holc féin thú,
agus imdheargfuidh do sleamhnughadh tar
hais thú; bíodh a fios agad uime sin, a-
gus faic, gur holc agus gur
searbh an ní mar thréig tú an Tighear-
na do Dhia, agus nach bhfuil m'eagla-
sa ionnad, a deir an Tighearna Dia na
slóg.
20. Oir do bhris mé do chuing ón
tsean aimsir, agus do bhóidh mé do
chuibhreach, agus a dubhairt tú, ni sáir-
eochá mé; an tionad ar sheacháin tú ar
a nuile † chnoc árd, agus faói gach
† aoncrann glas ag ólnam meirdreach-
uis.
† Caib. 3. 6. Isa. 57. 5.
21. Thairis sin do phlanduigh mé
tú ad † fíneamhuin uasail, síol fírinneach
go hiomlán; cionnus maiseadh as a
bhfuil tú ar niompógh chugam a bplanda
anduchtais fíneamhna coimhthighe?
* Math. 21. 33. Marc. 12. 1. Luc. 20. 9. Exod. 15. 17. Psal. 44. 3. & 80, 9. Isa. 5. 1. ‡ Job. 9. 30.
22. Oir bíodh go † nighfeá tú féin
a nitir, agus mórán sóip do ghabháil
chugad, thairis sin atá héigeart ar na
chomartughadh am fiadhnuisi, a deir
an Tighearna Dia.
23. Cionnus fhéadas tú a rádh, ni
bhfuilimsi salach, ni dheachuidh mé a ndiaigh
Bhaalim? féuch, do slighe annsa ghleann,
tuig cred do rinne tú: is dromedari
luath ag imtheacht ann a slighthib tú.
24. Assal fiadhta ghnáthuighes an
fásach, tairringeas suas an ghaoth ar
a toil féin, cia fhéadas a filleadh
ar ais? gach a niarrann é ni choirfid
iad féin, ann a mí do gheabhuid é.
25. Coimhéid do chos ó bheith gan
bhróga, agus do píobán ó thart; as
a dubhairt tú, ni bhfuil dóigh ann; ni bhfuil,
óir do ghráduigh mé coimhthighthe, agus
leanfa mé iad.
26. Amhuil bhíos náire ar an mbith-
eamhnach a nuair beirthior air, is mar-
sin atá náire ar tigh Israel: iad
féin, a Righthe, a bprionnsadha, agus
a sagairt, agus a bhfáidhe,
27. Ag rádh re smotán, is tú ma-
thair, agus re cloich, is tú do ghein mé:
óir diompoigheadar a ndruim riomsa,
agus ni hé a naghaidh: acht a nam † a † Isa. 26. 16.
mbuaidheartha, déaruid, éiridh, tarrtuigh
sinn.
28. Acht cáit a bhfuilid do dhée do
rinne tú duit féin? éirgheadis, † má † Isa. 45. 20.
fhéduid, dot tarrtháil a nam do buaidh-
eartha: † óir is do réir uimhre do chath- † Caib. 11. 13.
reach atáid do dhée, a Iúdah.
29. Cred an fáth as a ttagarthaoi
riomsa? do pheacuigheabhair uile am a-
ghaidh, a deir an Tighearna.
30. Is go díomhaoin do bhuail mé
bhur † cclann, níor ghabhadar smacht * Isa. 9. 13.
ar bith: bhur cclaidheamh féin † do Caib. 5. 3. † Math. 23.
mharbh bhur bhfáighe, amhuil leoman mill- 29, &c.
teach.
31. O a ghinealach, féuch focal
an Tighearna: an raibh misi am † * Caib. 2. 6.
fásach do Israel? am fearann dorchad-
uis? cred as a nabhruid mo phobal, is
tighearnadha sinne, ni thiucfam ni sa
mó chugad?
32. An bhféadann maighdion a seóid
do dhearmad, nó an bean nuadhpósta a
culaidh? gidheadh do dhearmadar mo
dhaóine misi láethe gan áireamh.
33. Cred as a ccóirighionn tú do
slighthe d'iarruidh grádha? uime sin do
mhúin tú mar an ccéudna do na droch-
dhaóinibh do slighthe.
34. Mar an ccéudna do frith ann
do sciortuibh fuil na nanmann mbocht
neimhchiontach: ni le tochailt fuáir
mé é, acht orra so uile.
35. Thairis sin a deir tú, do bhrigh
go bhfuilim neimhchiontach, go dearbhtha
fillidh a fearg uaim; féuch, tairgeora
mé riot, do bhrigh go nabhair tú, níor
pheacuigh mé.
36. Cred as a ttéid tú an com-
fhad sin timcheall do malairt do sli-
ghed? biaidh fós náire ort tres a
Négipt, mar do bhí náire ort tres
a Nassiria.
37. A seadh, racha tú amach ua-
tha, agus do láma ar do cheann: óir
do

do bhirbheagradh an Tighearna do bhothar, agus ni bhera tú bhreag ionta.

## C a i b. 3.

Deirid siad, má ligion fear a bhean, agus go nimthighidh sí uaidh, agus go mbia sí ag fear oile, a * niompochaidh sé arís a rís? nach ttruailligher an talamhsin go mór? acht, do rinne tusa meirdreachus lé mórán do luchd gráda; acht chena fill chugamsa a rís, a deir an Tighearna. Deut. 24. 4.

2. Tóig suas do shúile chum na náiteadh nard, agus féuch a náit ann nach ar luigeadh leat: annsna slightibh do shuidh tú riu, do nós a Narabianaigh annsa bhfásach, agus do thruaill tú an talamh [illegible] striopachus, agus leo chiontaibh.

3. Uime sin do congbhadh na * cetha, agus ni raibh fearthain an trathnóna ann, agus do bhí * éadan striopaidh agadsa, do dhiúlt tú bheith náireach. Deut. 28. 24. Caib. 9. 10. † Caib. 6. 15.

4. Nach éigfidh tú orumsa ó nuadh si amach, mo athair, is tú treoraightheoir móige?

5. An ccoimheochaidh sé a fearg choidhche? an ccoimheocha sé i go deireadh? féuch, adubhairt tú, agus do rinne tú droichneithe mar do fhéad tú.

6. A dubhairt an Tighearna mar an ccédna riomsa a laethibh Iosiah an Righ, an bhfaca tú an ni sin do rinne Israel mioċoimhgiollach? * do chuaidh sí suas ar gach aon tsliabh árd, agus faói gach aon chrann glas, agus ann sin do rinne sí meirdreachus. † Caib. 2. 20.

7. Agus a dubhairt misi tar éis i do dhénamh so uile, fill chugamsa: acht níor fhill sí, agus do chonnairc a deirbhshiur fhealltach Iúdah sin.

8. Agus do chonnairc misi, a nuair ar son gach uile chúise lear chiontaigh Israel mioċoimhgiollach a nadhaltranas, gur chuir mé uaim í, agus go ttug mé scríbhinn dealaighthe dhí: tar éis sin níor ghabh eagla a deirbhshiur fhealltach Iúdah, acht dimthigh sí, agus do rinne sí fós meirdreachus.

9. Agus tárla tré éttrumaidhe a striopachuis, gur thruaill sí an talamh, agus go ndéarnaidh sí adhaltranus ré clochaibh, agus ré smotanaibh.

10. Agus tar éis so uile níor fhill a deirbhshiur fhealltach Iúdah chugamsa maille ré na huile chroidhe, acht go breagach, ar san Tighearna.

11. Agus a dubhairt an Tighearna riomsa, is mó do fhíréunaigh Israel mioċoimhgiollach í féin ná Iúdah.

12. Eirigh, agus fúagair na briathrasa leat ris an ttaoibh tuaidh, agus abair, fill a Israel mioċoimhgiollach, a deir an Tighearna agus ni thiubhra misi ar mfeirg tuitim ort: * óir atáim tróchaireach, a deir an Tighearna, agus ni choimheochamé fearg go siorbhuan. ‡ Psal. 86. 15. & 103. [illegible]

13. Amháin admhaigh do chionta gur sáruigh tú a naghaidh an Tighearna do Dhia, agus gur sgaoil tú do shlighthe do na coimhightheachaibh faói gach áon chrann glas, agus nar umhlaigh tú dom ghuthsa, a deir an Tighearna.

14. Fillidh, a chlann mioċoimhgiollach, a deir an Tighearna, óir atáimsi pósta ribh: agus glacfa mé sibh, aon as cathraigh, agus diás as muinntir, agus do bhéra mé sibh go Sion.

15. Agus do bhéra mé * aodhaireadha dhibh do réir mo chroidhe, noch bheathochus sibh lé heolus, agus lé tuigsin. * Caib. 23. 4.

16. Agus tiucfa a ccrích a nuair oirlionfaidhe agus mhéideochthaoi annsa tír: annsna laethibhsin, a deir an Tighearna, ni aibeoraidh siad ni as mó, áirc chunnarta an Tighearna: ni

mó

mó ṫiucfas dá ninntinn, ní mó ċuimhneo-
ċuid siad í, ní mó raċaid siad ar
cuairt ċuice, ní dhéantar sin ní sa mó.
17. Ann sa namsin goirfid Dierusa-
lem, caṫaoir an Tiġearna, agus
cruinneoċtar na críoċa uile ċuice, go
hainm an Tiġearna go Hierusalem; ⁊
ní ṡiubholfuid siad ní sa mó do réir
bhreaṫnuiġe a ndroċ ċroiḋe féin.
18. Annsna laeṫibhsin siubholfuigh
tigh Iúdah le tigh Israel, agus ti-
ucfaid lé ċéile as fearann an tuáis-
ceirt, don dúṫaiġ ṫug misi mar oiġ-
reaċt dá ḃur naiṫribh.
19. Acht a dubhairt mé, cionnus
ċuirfios mé ṫusa a measg na cloinne, a-
gus bhéaras mé dúṫaiġ aoibhinn duit, deaġ-
oiġreaċt ṡluaġ na gcineaḋaċ? agus a du-
bhairt mé, goirfe tú ḋíomsa mo aṫair, a-
gus ní ḟillfe tú ar ais uáimsi.
20. Go deiṁin mar imṫiġeas bean go
meabhlaċ ó na fear, is marsin do rinne
tusa go meabhlaċ riomsa, a ṫig Isra-
el, a deir an Tiġearna.
21. Do ċlos guṫ ar na háitibh ár-
da, caoi agus gearán ċloinne Isra-
el: óir do milleadar a sliġe, agus
do ḋearmadar an Tiġearna a Ndia.
22. * Fillidh, a ċlann ṁíoċoiṁġiol-
laċ, agus leiġeosuidh misi bhur mío-
ċoiṁġioll: féuċ, ṫangamar ċugadsa,
óir is tú an Tiġearna ar Ndia.
23. Go deiṁin is díoṁaoin súil do
ḃeiṫ re slánuġaḋ ó na cnocaibh, agus
ó iomaḋ na sliabh; go deiṁin is ann sa
Tiġearna ar Ndia atá slánuġaḋ Isra-
el.
24. Oir do ṡluig náire sáoṫar ar
naiṫreaḋ ó ar nóige; a ttréada, a nair-
ġeaċa, a mic, agus a ninġeana.
25. Luiġmid sios ann ar náire, a-
gus folċuiġidh ar mbuáiḋirt sinn; óir
do ṗeacuiġeamar a naġaiḋ an Ti-
ġearna ar Ndia, sinn féin agus ar
naiṫre, eaḋon ó ar nóige gus a niuġ,
agus níor umhluiġeamar do ġuṫ an Ti-
ġearna ar Ndia.

† Osea. 14. 1.

CAIB. 4.

MA ḟilleann tú, a Israel, a
deir an Tiġearna, * fill
ċugamsa; agus má ċui-
rean tú do ġráineaṁlas
uait as mo radharcsa,
ann sin ní ċorreoċa tú.
2. Agus mionnoċa tú, mairiḋ an Ti-
ġearna a bhfírinne, a mbreiṫeaṁnus, a-
gus a bhfírinntaċt; agus beannoċuid na
geinte iad féin ann san, agus is ann
bias * a nglóir.
3. Oir is marso a deir an Tiġear-
na ré fearaibh Iúdah agus Ierusalem;
brisiġ súas bhur bhfearann branaiġ, agus
ná siolċuiridh a measg ḋosán.
4. Timċillġearruiḋ sibh féin don Ti-
ġearna, agus bearnaiḋ ḋíbh croicionn to-
suiġ bhur gcroiḋe, sibhsi a ḟeara Iúdah,
agus a áitreabhṫaċa Ierusalem; dea-
gla go ttiucfaḋ mo ḋibhḟeargsa amaċ
amhuil teine; ⁊ go loisgfeaḋ ionnus naċ
bhfhéadfaiḋ éinneaċ a múċaḋ, do bhriġ uilc
bhur ngníomh[...].
5. Foill[...]iġiḋ sibhsi ann Iúdah, a-
gus fúagruiḋ ann Ierusalem, agus a-
bruiḋ, séidiġsi an stoc ann sa dúṫaiġ;
fúagraiḋ cruinniġiḋ a ccionn a ċéile,
agus abruiḋ, cruinniġiḋ sibh féin, agus
teanam annsna caiṫreaċaibh daingne.
6. Cuiriḋ bhur mbrataċa súas leiṫ
ré Sion, filliḋ ar bhur nais, ná fu-
riḋe; óir do bhéara misi olc ón * tuáis-
ciort, agus aiḋmilleaḋ mór.
7. Tháinic an leoṁan a níos as a
ḋoire, agus atá sgriosṫóir na
ccineaḋaċ ar sliġe, agus leagfuiḋear
do chaithrecha na bhfásaċ gan áitre-
bach.
8. Uime so * criosluiġiḋ sibh féin
le saicéadaċ, caoiḋiġ, agus núallu-
ġiḋ: óir níor hiompoiġeaḋ fearg borb
an Tiġearna uáinn ar ahais.
9. Agus tiucfa a ccriċ ann sa ló-
sin, a deir an Tiġearna, go múch-
fuiḋear croiḋe an Riġ, agus croiḋe
na

† Io. 2. 12.
* 2 Cor. 10. 17.
† Caib. 1. 13, 14, 23. 15. & 6. 16.
† Caib. 6. 26.

na bpriosúnsaiḃ: agus béiḋ na sagairt
anbuáineaċ, agus buḋ iongnaḋ leis na
fáiġiḋ.
10. Ansin a dubhairt misi, ah a Thi-
ġearna Dia, go deimin do ṁeall tú go
mór na daoinesi agus Ierusalem,
ġa ráḋ, do ġeabhtaoi síoṫċáin; an ti-
onaḋ a roiċionn an cloiḋeaṁ go nuige an
tanam.
11. Ansa namsin déarṫar ris an
bpobalso, agus re Ierusalem, gaoṫ
ṫirim as na háitiḃ árda ansa bfásaċ
leaṫ re hinġin mo ṗobail, ní do ċáṫaḋ
ná do ġlanaḋ.
12. Eadhon tiucfaiḋ ġaoṫ is láidre
ná sin ó na háitiḃsi ċugamsa; anois
fós do ḃéara mé breiṫeamhnus na naġaiḋ;
13. Féuċ, tiucfa sé súas amhuil
néulla, agus biáiḋ a ċarbaid amhuil
ġaoṫ ġuaḋeáin: is luáiṫe a ġeaḋ na
iolar: a mairg dúinne, óir atámaoid millte.
†Esa.1.16. 14. A Ierusalem * ionnail do ċroiḋe
ó urċóid, ċor go sáorfuiġear tú; cá
fad áiteoċas do smuaintiġṫe dioma-
*Coil 8.16. óine a stiġ ionnad?
15. Óir foillsiġ guṫ ó * Dhan, a-
gus fuagraiḋ aindeisi ó ṡliaḃ Ephraim.
16. Cuirisi a gcéill do na ciniḋ-
eaċaiḃ, féuċ, foillsiġiḋ a naġaiḋ Ie-
rusalem luċt faire do beiṫ ag teaċt as
criċ imċéin, agus ag tabhairt a ngoṫa
ós áird a naġaiḋ ċaiṫreaċa Iúdah.
17. Ataid siad na haġaiḋ timċioll
fa ccuáirt amhuil coiṁéudaiġe maġa;
do ḃriġ go raiḃ sí easumal am aġaiḋsi,
† Psa.107.17. a deir an Tiġearna.
Esa.50.1. 18. * Do ṡliġe agus do ġníomhar-
ṫa tug na neiṫesi ort; sé so holc,
do ḃriġ go bfuil sé searḃ, do ḃriġ go
roiċionn sé go nuige do ċroiḋe.
*Esa.22.4. Coil. 9.1. 19. Mionaiġe, mionaiġe, * atáim ar mo ċráḋ
a mballaiḃ mo ċroiḋe: do ní mo ċroi-
ḋe fuáim ionnam, ní ḟéadaim beiṫ am ṫosd,
do ḃriġ go ccúala tusa, ó a manam,
guṫ an stuic, gairṁ an ċaṫa.
20. Do fuagraḋ léirsgrios ar léir-
sgrios, óir do creaċaḋ an dúṫaiġ go
hiomlán: is obann do milleaḋ mo páilli-
úin agus mo ċuirtine a móment.
21. Cá fad do ċife mé an bratach,
agus ċluinfios mé guṫ an stuic?

22. Óir atáid mo ḋaoine leam, níor
aiṫniġeadar mé; is clann bfaoṫeamhuil iad,
agus ní bfuil tuigsi ar biṫ aca: atáid
glic ċum uile do ḋéanaim, aċt do ḋéanam
maiṫeasa ní bfuil tuigsi ar biṫ aca.
23. Dfeuċ mé ar an ttalaṁ, agus
ċeana do bí sé gan ċuma, agus folaṁ:
agus ar na neaṁaiḃ, agus ní raiḃ solus
ann.
24. Do ḋearc mé ar na sléiḃtiḃ, agus
féuċ, do ċriotnuiġeadar, agus do
ċorruiġeadar na huile ċnoca go héad-
trom.
25. Daṁairc mé, agus féuċ ní raiḃ
duine ar biṫ, agus do ṫeiṫeadar éun-
laiṫ a naiéir uile.
26. Daṁairc mé, agus féuċ do bí a
náit tóirṫeaċ na fásaċ, agus a cai-
ṫreaċa uile ar na mbriseaḋ síos lé gnúis
an Tiġearna, agus ó na feirg fioch-
mhair.
27. Óir is marso a dubhairt an Ti-
ġearna, biáiḋ an tír go huiliḋ áonra-
naċ, giḋeaḋ ní ḋéana mé críoċnuġaḋ iom-
lán.
28. Is uime so ċáoiḋfios an talaṁ,
agus béiḋ na neaṁa súas duḃ; do ḃriġ
go ndubhairt misi é, do ṫionnsgain mé é,
agus ní buḋ haiṫreaċ liom, ní mó fill-
fiod ar mais uaḋ.
29. Teiṫfiḋ an ċaṫair go hiomlán re
tormán an ṁarcsluáiġ, agus na soiġi-
deóireaḋ súas ar na carraigiḃ: tréigfi-
ġear a nuile ċaṫair, agus ní bia duine na
ċomnuiḋe ionnta.
30. Agus cred do ḋéana tú an tan
bias tú creaċta? bioḋ go néideóċuiġionn tú
tú féin le crimson, bioḋ go ndeasaiġeann
tú tú féin lé séudaiḃ órḋa, bioḋ go rea-
bann tú héadan lé pintéail, is go dio-
maóin do ḋéana tú tú féin sgiamaċ, dis-
beagfaid haos gráḋa tú, sirfid do ḃás.
31. Óir do ċuala misi guṫ mar
mhnaoi re niodhnaiḃ, agus amhuil goiṁ
na mná beirios a céidleanaḃ, guth in-
ġine Sion, noċ ċáoineas í féin, leaṫnuiġeas
a láma, ġa ráḋ, a truaiġe misi anois:
óir atá manam coirṫe tres an luchd
marḃṫa.

## CAIB. 5.

RIoṫuiġsi sios agus suas ar feaḋ sráideaḋ Ierusalem, agus féuchaiḋ anois, agus bíoḋ a ḟios agaib, agus iarruiḋ iona háitib fairsionga, an bfuiġṫí duine, an bfuil neach do ni breiṫeamhnus, iarrus an ḟírinne, agus do bhéara misi maiṫeamhnus ann.

2. Agus máṫá go nabruid siad, Mairiḋ an Tiġearna, go deiṁin mionnuiġid siad go bréagach.

3. O a Thiġearna, nach bfuilid do ṡúile ar an bfírinne? do * buáil tú iad, acht ni raib doilġios orra; do ḋíoṫáiḋ tú iad, acht do ḋiultadar smachd do ġlacaḋ: do riñeadar a naiġṫe ni as cruáiḋe ná carruiġ, do ḋiultadar filleaḋ. * Isai 9. 13. Caib. 2. 30.

4. Uime sin a dubhairt mé, go deiṁin atáid so boċt, atáid siad leaṁ: óir ni bfuil fios sliġeaḋ an Tiġearna aca, nó breiṫeaṁnus a Ndé.

5. Racha mé go nuige na daóinib móra, agus laibeora mé riu; óir atá fios sliġeaḋ an Tiġearna aca, agus breiṫeamhnus a Ndé: acht do brisiodar so go hiomlán an ċuing, agus do réubadar na cuibreaċa.

6. Uime sin muirfiḋ leoṁan as an bforaóis iad, agus millfiḋ madraḋ alla an ḋíoṫraim iad; do ḃéana liopard faire ós cionn a ccaiṫreach: réubfar na bloḋuib a nuile duine raċus amaċ as sin, do briġ gurab ioṁḋa a ccionta, agus gur lionṁar a ndul ar ais.

7. Cionnus ṁaiṫfios mé so ḋuit? do ṫréig do ċlann mé, agus do ṁionnuiġeadar san ndroing nach bfuil na ndeeib: a nuáir do lion mé iad le biaḋ, ann sin do riñeadar adhaltrannas, agus do ċruinniġeadar iad féin iona ndrongaib go tiġṫib na meirdreaċ.

8. * Do ḃádar mar ġeaċaib biaḋṫa ar maidin gach áon duine ag seitriġ a ndiáiġ ṁná a ċomarsan. 122.

9. Nach bfeuċfa misi ar son na neiṫeannso, a deir an Tiġearna, agus nach ccoimeocaiḋ manam ar a leiṫéid so do ċineaḋ?

10. Imṫiġiḋ suas ar a balladuib, agus scriosuiḋ, acht ná déanuiḋ crioċnuġaḋ iomlán: beanaiḋ a báirrdeaġṫa ḋi, óir ni leis an tTiġearna iad.

11. Oir do riñe tiġ Israel, agus tiġ Iúdah, go ro ṁeablach am aġaiḋsi, deir an Tiġearna.

12. Do ċuireadar bréug ar an tTiġearna, agus a dubradar ni hé atá ann, * ni mó ṫiucfas olc ċugainn, ni mó ċifiom cloiḋeaṁ nó gorta. † Isa. 28. 15.

13. Agus tiucfaid na fáiġe ċum beiṫ na ngáoith, agus ni bfuil an briaṫar ionnta; is marso do ḋéantar riu.

14. Uime sin is marso a deir an Tiġearna Dia na slóġ, do briġ go labarṫaói an focalso, féuċ do ḃéana misi mfocal ann do ḃéul * na ṫeine, agus an pobalso na cconnadh, agus loisgfiḋ sé iad. † Caib. 1. 9.

15. Féuchaiḋ, do ḃéara mé * cineadh oruib a himċéin, a ṫiġ Israel, a deir an Tiġearna; is cineaḋ cumasaċ é, is cineaḋ seanda é, cineaḋ nach aiṫnid duitsi a ġlór, ni mó ṫuigios tú cred a deirid siad. * Deut. 28. 49. Caib. 1. 15. & 6. 22.

16. Atá a mbolgán soiġeaḋ amhail uáiġ osgailte, is daóine curata iad uile.

17. Agus iosfuid siad suas * ṫfóġmar agus harán, noch dioscaidis do ṁic agus hinġeana: iosfuid siad suas do ṫréuda agus hairġeaċa; iosfuid siad suas ṫfíneaṁna, agus do ċrainn fíġeaḋ; boiċteocaid siad leis an ccloiḋeaṁ do ċaiṫreaċa daingne iona bfuil do ḋóċus. † Lebit. 26. 16. Deut. 28. 31. 33.

18. Thairis sin ann sna láeṫibsin, a deir an Tiġearna, * ni déana mé crioċnuġaḋ iomlán ribh. † Caib. 4. 27.

19. Agus tiucfa a ccrich, an tan a naibeorṫaói, * cred fá ndéarn an Tiġearna Dia na neiṫesi rinn? ann sin freigeora tú iad; amhail mar do * Caib. 16. 10. & 13. 22.

ṫréigeabhairsi

ṫréigeaḃairsi miṡi, agus do ḟoġnaḃair do
ḋéeiḃ coimiġṫeċa ann bhur ttalaṁ, is
marsin ḟoiġeontaoi do ċoimṫiġeċaiḃ
a nduṫaiġ naċ liḃ féin.
20. Foillsiġ so a ttiġ Iácob, ⁊
† Isa. 6. 9. Math. 13. 14. Gníomh. 28. 26. Romh. 11. 8. Eoin 12. 40. fuaġair so ann Iúdah, dá ráḋ,
21. Eistiġ so anois a ṗobal *
amadánach, agus gan tuigsi, agá
bfuiliḋ súile, agus naċ bfaicionn; agá
bfuiliḋ cluása, agus naċ ccluinid:
22. Naċ bfuil eagla oruiḃ romam-
sa, a deir an Tiġearna? naċ ccrioṫ-
noċaiḋe am laṫairsi, noċ do áiṫreiḃ an
† Iob. 38. 10. 11. Psal. 104. 9. gainem man ṫeorainn * do nfairge, mail-
le ré hórduġaḋ siorṫbuan, naċ féidir
lé dul ṫairis; agus mátá go ttio-
máinfid a tonna iad féin, giḋeaḋ ní bfui-
ġiḋ buáiḋ; mátá go ttonġáirfid,
acht ċeana ní raċaid ṫairis?
23. Acht atá croiḋe diombuan
easumal aig na daóiniḃsi: do iompoiġ-
ḋear, agus do imṫiġeadar.
24. Ní mó a deirid siad iona
ccroiḋe, bioḋ anois eagla an Tiġearna
* Deut. 11. 14. Dia oruinn, noċ do ḃeir fearṫuinn fa *
túis agus fa ḋeireaḋ iona ham féin;
coimeduiġ sé ḋúinne seaċtmuine ciṅte a
ḃfóġṁair.
25. Dfilleadar bhur ccionta féin na
neiṫesi uaiḃ, agus do ċongṁadar bhur
bpeacaiḋe neiṫe maiṫe uáiḃ.
26. Oir do geabṫar a measg mo ṗo-
bail droċdaóine; cuirid luiḋeacán amhuil
an té ċuirios lionta: cuirid dul, gabuid
siad daóine.
27. Amhuil bios cliabán lán déunuiḃ,
is mar sin bios a ttiġṫe lán do ċeilg:
uimesin dfásadar mór, agus atáid
siad saiḋbir.
† Deut. 32. 15. 28. Dfásadar * meiṫ, agus dfill-
† Isa. 1. 23. Zach. 7. 10. uiġid fós, sáruiġid siad gníoma na
ndroċdaoine; ní breaṫnuiġid siad * an
ċúis, cúis an dilleaċda, giḋeaḋ tigid ar
a naġaiḋ: ⁊ ní breaṫnuiġid cóir a neas-
ḃuiḋig.
29. Naċ ccuairteoċa misi ar son na
neiṫeannsa, a deir an Tiġearna? nach
biad manam dioġaltaċ ar a leiṫéid
so do ċineaḋ?
30. Do rinneaḋ ní iongantaċ dofuaṫ-
mar annsa tir.
31. Tairngirid na fáighe † go
breugach, agus riaghluiḋ na sagairt † Caib. 14. 14. & 23. 25.
dá réir sin, agus is ait lem ṗobal- 26. Ezech.
sa a fagáil marsin: agus cred do 13. 6.
ḋéantaoisi ré ḋeireaḋ na cúise sin.

---

## CAIB. 6.


A ċlann Bheniamin cruinniġiḋ
siḃ féin a cceann a ċéile, do
teiṫeaṁ amaċ as lár Ieru-
salem, ⁊ séidiġ an stoc
ann Tecoa: agus cuiriḋ suas coṁar-
ṫaḋa teineaḋ a Bbet-haccerem; óir
atá olc ag teaċt ón ṫuáisceart, agus
dioġbáil mór.
2. Do samluiġ mé inġean Sion ré
mnaói sciamuiġ sáoiṫeaṁuil.
3. Tiucfaid na háoḋaire go na ttré-
uduiḃ ċuice, sáiḋfid a lóistine as a
coiṁe timċioll fa ccuáirt: biaṫfaid
siad gaċ uile ḋuine iona áit féin.
4. Gléusaiḋsi cogaḋ na haġaidh:
éirġiḋe, agus déanam súas san meaḋ-
ón laói; a maig ḋúinne, óir atá an
lá ag imṫeaċt toruinn, óir atáid néul-
la an tráṫnóna ar na sineaḋ amach.
5. Eirgiḋe, agus imṫiġeam san
noidhche, agus sgriosam a páláis.
6. Oir is marso a duḃairt Tigh-
earna na slógh; gearruiḋ sios crainn,
agus teilgiḋ port a naghaiḋ Ieru-
salem; isi so an ċaṫair ionċuár-
tuighṫe; is leattrom i iona lár uile.
7. Amhuil mar teilgios tiobrad a
huisceaḋa amach, is marsin teilgiḋ
si amaċ a cionta; do ċlos foiréi-
gin agus milleaḋ inte, atá dom la-
ṫairsi a ccomhnuighe doilghios agus
cneaḋa.
8. Gabsa teagasc, a Ierusalem,
deagla go ndeileaċaḋ manam riot:
deagla go ndéanuinn uáigneach tú, tir
gan áitreḃ.

9. Is marso a deir Tiġearna na
slóġ, dioġluimfid siad fuiġeall Is-
rael go hiomlán mar ḟíneamhuin: fill
ar hais do lám aṁuil cnuáisteóir
tríopall annsna cliabuiḃ.

10. Cia ré a laiḃeora misi, agus
dá ttiubra mē rabaḋ, ċor go ccluin-
† Caib. 7. 36. fid? féuch, atá a ccluas * gan tim-
ċillġearrṫa, agus ni ḟéduid siad éis-
teaċt: féuċ, is masla dóiḃ briaṫar an
Tiġearna, ni ḃfuil dúil aca innte.

11. Uimesin atáim lán dfeirg an
Tiġearna, atáim coirṫe do ḃeith am
ṫoċt: dóirtfiḋ mē amaċ í ar an cclainn
a muiġh, agus ar oireaċtus na ndaói-
ne óg a naóinḟeaċt: óir géubṫar an
fear ⁊ fós an ḃean, an táosta maille ris
an tí ḃíos lan do láeṫiḃ.

12. Agus iompoċṫar a ttiġe ċum
daoine oile maille re na a bfearann,
agus le na mnáiḃ aráon: óir sínfiḋ
mē mo lám amach ar ḋúṫċusaiḃ na
tíre, a deir an Tiġearna.

13. Oir atá gach áon dioḃ, ón tē
is luġa ḋioḃ, gus an tē is mó ḋioḃ,
ar na ṫaḃairt do * saint; agus ón
* Isa. 56. 11. ḃfáiġ gus an sagart, do niḋ uile go
Caib. 8. 10. breugaċ.

‡ Caib. 8. 11. 14. Do leiġisiodar * fós lot in-
Esech. 13. 10. ġine mo ṗobail go héttrom, ġa ráḋ,
síoṫċáin, síoṫċáin, a nuáir nach ḃionn
aomṫsíoṫċáin ann.

† Caib. 3. 3. & 8. 12. 15. An raiḃ * náire orra a nuáir
do rinneadar gráineamlas? ni head, ni
raḃadar náireaċ ar áonċor, ni mó dfeu-
dadar lasadh: uimesin tuitfid siad
idir an droing ṫuitfios: a nuáir
ṫiucfas misi ar cuáirt ċuca, teilg-
fiġear sios iad, a deir an Tiġearna.

16. Is marso a deir an Tiġearna;
seasuiḋ annsna sliġṫiḃ, agus féuċuiḋ,
agus iarruiḋ na * seanċasáin cáit a
† Isa. 8. 20. Mal. 4. 4. Luc. 16. 29. ‡ Matth. 11. 29. ḃfuil an tsliġe ṁaiṫ, agus siuḃluiġ-
iḋ innte, agus do ġeaḃṫaói ‡ suáim-
neas da ḃur nanam: aċt a duḃra-
darsan, ni siuḃoluimne innte.

17. Do ċuir mē fós luċt faire ós ḃur
ccionn, ġa ráḋ, éistiġ ré guṫ an
stuic: acht a duḃradarsan, ni
éistfiom.

18. Uimesin éistiḋ, a ċineaḋaċa,
agus bioḋ a ḟios aguiḃ, a ċoṁċruin-
niuġaḋ, creud atá iona measc.

19. Eist, a ṫaluim, féuċ, do ḃéa-
ra mē olc ar an muintirsi, eadhon to-
raḋ a smuaintiġe, do ḃriġ nár éis-
teadar rem ḃriaṫruiḃ, nó rem ḋliġeaḋ,
acht a tarcuisniuġaḋ.

20. † Creud an fáṫ as a ttiuc- † Isa. 1. 11. & 66. 3. Amos 5. 21. Mich. 6, 6, &c.
faḋ tuis ċugamsa ó Shéba? agus
giolcaċ milis ó ṫír imċéin? ni tait-
neaṁaċ ḃur nofrála loisge, ni mó a-
táid ḃur niodḃarṫa milis daṁsa.

21. Uimesin is marso a deir an
Tiġearna, féuch cuirfiḋ mē cip ṫuis-
liġṫe roiṁe an bpobalso, agus
tuitfid na haiṫre agus na mic a
néinḟeaċt orra: sgriosfuiġear an ċo-
ṁarsa agus a ċara.

22. Is marso a deir an Tiġearna,
féuċ, tiucfuid daóine ón tír † tuáiġ, † Caib. 1. 15. & 5. 15. & 10. 22.
agus tóigfiġear cineadh mór as táoḃ-
uiḃ na talman.

23 Glacfuid siad greim do ḃo-
ġa ⁊ do ġaṫ: atáid siad fuilteaċ, a-
gus ni ḃfuil tróċaire ionta: congáir
aṁuil a nfairge, agus do niḋ marcuiġ-
eaċt ar eaċuiḃ; béiḋ a nórduġaḋ aṁuil
luċt cogaiḋ ad aġaiḋsi, a inġean Sion.

24. Do ċúalamar a ttúarusbáil
sin: atáid ar láma ar na laguġaḋ:
do ġlac doiġ greim oruinn, agus pian
aṁuil bean re niodnuiḃ.

25. Ná himṫiġiḋ amach fán maċaire,
ná siuḃluiġiḋ ar a tsliġe; óir atá
cloiḋeaṁ na námad, agus guáis ar gach
uile ṫaoḃ.

26. O a inġean mo ḋaóine, crioslaiġ
ṫú féin * a saicéadach, agus unfuirt † Caib. 4. 8. & 25. 34.
ṫú féin a luáiṫreaḋh: déna ṫú féin cum-
ṫach, aṁuil as buḋ ar son aóin ṁic
aṁáin, caóineaḋh ro ġéur: óir tiuc-
fuiḋ an creaċadóir oruinn go hobann.

27. Do ṡuiġiḋ mē ṫú mar ṫor, a-
gus mar * ḋaingion a measc mo ḋaoine: † Caib. 1. 18. & 15. 20.
ċor go mbia fios agad, agus go ndeir-
beoċṫá a sliġe.

28. Atáid uile na ttréigṫeaċaibh † Esech. 22. 18.
deanaċta, ag siuḃal go cealgaċ: * is
prás agus iarann iad, atáid uile na
millteóiriḃ.

29. Do

29. Do loisgeḋ na builg, do caiṫeḋ an luáiġe leis an tteine, leġaiḋ an fer leġṫa go diomaoin: óir nior táirngeḋ na droċdaoine as. †Isa. 1. 22.

30. Goirfid daoine droċ airgiod dioḃ, do ḃriġ gur diult an Tigerna iad.

---

## CAIB. 7.

AN focal táinic go Ieremiah ón Tigerna, gá rád,

2. Seas a ngeata tighe an Tigerna, agus fuagair an rádso annsin, agus abair, éistiġsi briaṫar an Tigerna, a Iúdah uile tigios a steċ annsna geataiḋsi dadhradh an Tigerna

3. Is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel, * leasuiġidh bhur slighthe ⁊ bhur ngníomha, agus do ḃéara misi oruiḃ áitreaḃ annsa náitsi. †Caib. 26. 13. & 18. 11.

4 Ná taobhuiġiḋ ré briaṫraiḃ bréagaċa, ghá rádh, teampall an Tighearna, teampall an Tighearna, teampall an Tighearna iad so.

5 Oir má leasuiġti bur slighthe go hiomlán, agus bur ngníomha, má bheirthaoi breiteamnus go hiomlán idir duine agus a ċomharsa;

6. Muna mbruighghti an coimtigheach, an dilleachta, agus an baintreabhach, agus gan ful neimhciontaċ do dórtaḋ ann sa náitsi, agus gan siubal a ndiaiġ dée oile chum bhur ndochair féin:

7. Annsin do ḃéara misi oruiḃ áitreaḃ annsa náitsi annsa dúthaigh tug mé dá bur naithriḃ go brát agus ċoiḋċe.

8. Féuchaidh cred tig do briaṫraiḃ bréagaċa, noċ bhféudann tarbhughaḋ.

9. An ngadfaidhe, an marbhfaidhe, a ndéantaoi adhaltranas, agus mionna bréige do taḃairt, agus túis do losghaḋ do Bhaal, agus imṫeacht a ndiaiġ dée oile, naċ feas díb;

10. Agus teacht, agus seasam am fiadhnuisi se annsa tighsi, noċ goirthear ainm; agus a rád, atámaoidne saor ó dhénam na gráineamlachtasa uile?

11. *An bhfuil an tighse goirthear am ainmsi an * bpluais sladmhóireaḋ ann bur radharcsa? féuċ, eaḋon do ċonnairc misi sin, a deir an Tighearna. *Isa. 56. 7. *Math. 21. 13 Marc. 11. 17. Luc. 19. 46.

12. Acht éirghidhe anois dom áitsi noċ do bhí ann Siloh, mar ar suighioh mé mainm an ċéaduáir: agus féuchaidh * cred do rinne mé ann ar son uile mo pobail Israel. †1 Sam. 4. 11. Psal. 78. 60. Caib. 26. 6.

23 Agus anois do bhrigh go ndéarnabhair na hoibreachasa uile, a deir an Tighearna, agus gur labhair misi ribh ag éirghe go moċ, agus ag labhairt, acht ní ċualabhairsi: agus * do ghoir mé sib, acht níor freagrabhair. †Sean. 1. 24. Isa. 65. 12. & 66. 4.

14. Uimesin do dhéna mé ris an ttighse ghoirthear am ainm, iona bhfuil bur ndóighsi, agus ris a náit tug mé díb, agus dá bur naithrib mar do rinne mé re * Siloh. †1 Sam. 4. 11

15. Agus teilgfiḋ mé sib as mo radharc, mar do teilg mé bhur ndearbhráithre uile amaċ, eadhon síol Ephraim uile. Psal. 78. 60. & 32. 6. Caib. 26. 6.

16. Uimesin * ná guidhsi ar son na ndaoinesi, agus ná tóig comhair ná urnaigh ar a son, agus ná cuir impidhe orumsa; óir ní chluinfidh mé tú. †Caib. 12. 14. & 14. 11. Exod. 12. 13.

17. Nach bhfaicionn tú cred do nid siad a ccaithreachaib Iúdah, agus a sráidib Ierusalem.

18. Cruinnighid * an ċlann connaḋ, agus deargaidh na haithre an teine, agus suataid na mná taos do dhénamh bairgion do bainríoghain neime, agus do dórtaḋ amaċ ofrálaċ dighe do dhéib oile, dom brostughadhsa ċum feirge. *Caib. 44. 9.

19. An ccorruighid siad mé ċum feirge, a deir an Tighearna? nach iad féin brostuighid siad, do náiriughadh a naighṫeċ féin?

20. Uimesin is marso a deir an Tighearna Dia, feuch dóirtfighear mfearg agus mo ċuthach amach ar a náitsi, ar dhuine agus ar ainmhidhe, agus ar ċrannaib an machaire, agus ar thoradh na talman, agus loisgfidh sé, agus ní múchfighear é.

21. Is

21. Is marso a deir Tiġearna na
† *Isa.2.11.* slóġ Dia Israel, cuiriḋ bur * nofrá-
*Caib.6.20.* laċ loisge a gcioñ bur niodbartach,
*Amos 5.21,* agus itiḋ feóil.
22. Oir nior labair misi re bur ngi-
ṫribh, ni mó daiṫin mé díob añsa ló a
ttug mé as talamh na Hégipte iad a
ttaob offrálach loisge nó iodbartaċ.
23. Acht daiṫin mé an ni so diobh,
‡ *Deut.6.3.* dá rád, * umhluiġiḋ dom glór, agus
† *Exod.19.5.* buḋ misi bur * Dia, agus beiṫise bur
*Lebh.26.12.* bpobal agamsa; agus siubhluiġiḋ añ-
sna huile sliġṫib dar aiṫin mé, ċor
go mbeiṫear go maiṫ agaibh.
24. Acht nior éistiodar, ni mó do
cláonadar a ccluas, aċt do siubhla-
dar a ccomhairlećaibh, agus a ndeasurraim
a ndroċċroiḋe féin, agus do ċúadar
ar a ccúl, agus ni ar a naġaiḋ.
25. On ló fá ttangadar bur nai-
ṫre amaċ as crich na Hégipte gus
† *1 Cron.36* a niuġ, do * ċuir mé mo seirbhisigh
*15.* uile chugaibh na fáiġe, ag éirġe go
moch go laeṫeamhuil, agus dá ccur
uáim.
26. Giḋeaḋ nior éisteadar riom, ni-
or ċlaonadar a ccluas, acht do ċru-
† *Caib.16.12.* aiḋeadar * a muinéil: do rinneadar nios
measa náid a naiṫre.
27. Uimesin a déara tú na briaṫra-
so uile riu, acht ni éistfidsion riot:
goirfidh tú orra mar an ccéadna, aċt
ni freagorraid siad ṫú.
28. Acht a ḋéara tú riu, is cineaḋ
iad so nach umhluiġioñ do ġuṫ an Ti-
ghearna a Dia, agus nach gabhañ
smaċt; déug a firinne, agus do
gearradh amaċ í ó na mbéul.
29. Gearr díot do gruág, a Ierusa-
salem, agus teilg uait í, agus tóig
súas caóineaḋ ar áitibh árda; óir do
ṫarcuisnig an Tiġearna, agus do
ṫréig sé ginealach a feirge.
30. Oir do rinneadar clañ Iúdah olc
añ mo radharc, a deir an Tiġearna:
do ċuireadar a ngráineamhlasa añsa tig
goirthear as mainmsi, dá thruáill-
eaḋ.
† *2 Riogh.23.* 13. Agus do ṫógbadar * áite ár-
*10.* da Tophet, noch atá a ngleañ micHinnom,
*Caib.19.5.* do losgadh a mac agus a ninġean añsa
teine; ni naċ ar aiṫin misi, agus naċ
ttáinic añ mo ċroiḋe.
32. Uimesin, féuch, tiucfa an lá,
* a deir an Tiġearna, nach goirfiġear
‡ *Caib.19.6.* Topet de ni sa mó, nó gleañ mic Hin-
om, acht glean anáir: óir adlaicfid
siad añ Topet, nó go rabhaid gan io-
nad aca añ.
33. Agus béid * cuirp na ndaóine-
‡ *Caib.34.20* si na mbiaḋ ag éunaibh a naiéir, agus
*& 16.4.* ag beaṫaċaibh na talman, agus ni dibéo-
*Psal.79.2.* ra aóneaċ díob iad.
34. Añ sin do bhéara mé fa deara
sgur * ó ċaiṫreaċaibh Iúdah, agus ó
† *Isa.24.7.* ṡráidibh Ierusalem, guṫ an subha-
*Caib.16.9.* chus, agus guth na lúatgháire,
*& 25.10.* guth a nfir nuaḋpósda, agus guth
*& 33.11.* na mná nuaḋpósta: óir biáiḋ an dú-
*Ezec.26.13.* ṫaiġ na fásach.
*Ose 2.11.*

CAIB. 8.

AN sa namsin, a deir an Ti-
ġearna, do béurraid siad a-
mach as a nuáigibh cnáma
Riġṫe Iúdah, agus cnáma
a bprionnsaḋ, agus cnáma na sagart,
agus na bfáiġeaḋ, agus cnáma áiṫreab-
ṫaċ Ierusalem:
2. Agus leaṫnoċaid siad iad as
coinne na gréine, agus na gealaiḋe, a-
gus slóiġ neime uile, noċ dob ionmhuin
léo, agus dá ndeárnadar seirbhis, a-
gus a ndiáigh ar siubhluiġeadar, agus
noċ diarradar, agus noch do adhra-
dar; ni ċruinneoċtar iad, ni hadhloch-
ṫar iad, biáiḋ chum aóiligh ar ġnúis
na talman.
3. Agus bérṫar bás do roġain tar
beaṫa leis an méid bias dfuiġioll na
droċmhuintiresi uile, noch bias dfuiġi-
oll añ gaċ uile áit añ a ndibéora misi
iad, a deir Tiġearna na slóġ.

4. Tuill-

4. Tuilleaḋ fós a déarfa tú riu:
is marso a deir an Tiġearna, an dtuit-
fid agus gan éirġe? an bfillfid sé,
agus gan aitfilleaḋ?
5. Cred fa bfuil an pobalso Ie-
rusalem ag sleamnuġaḋ siar le mío-
ċomhgioll síorruiḋe? congmhuid siad
ceilg go daingion, diultuiġid siad
filleaḋ.
6. Deirt misi, agus do ċuala mé,
aċt níor labhradarsan go ceart; níor
ġab aithreaċus aonduine iona olc, ga
ráḋ, cred do riñe mé? dfill gaċ aon-
duine da ċúrsa féin, mar sgeinnes an
teaċ ċum an ċaṫa.
7. Ageaḋ, bí fios a haimsire cinte
ag an * ccorr ġlais añ sa naieir, a- † Isa.1.3.
gus comartuiġ an turtur, agus an
ċorr mónaḋ, agus a náinleóg, am a
tteaċta féin: aċt ní feidir mo ḋaoine-
si breiṫeamhnus an Tiġearna.
8. Cionnus a deartaoi, atámaóid
críona, agus atá dliġeaḋ an Tiġear-
na aguinn? féuch go dearbṫa, is go
díomaoin do riñe sé é, is go díomaóin
atá peann na sgríbhneóireaḋ.
9. Atá náire ar na daoinib críona, † Caib.6.15.
atáid ar liotaḋ, agus ar na ngabáil:
féuċ, do ḋiultadar briaṫar an Tiġear-
na, agus cred an glioċas atá ionta?
10. Uime sin, do bḟéara misi a mná
dfearuiḃ oile, agus a bfearuinn don
druing ġéabhus a noighreaċt: óir atá
gaċ uile ḋuine ón mbeag gus an mór ar
na ṫabhairt do ṡaint, ón bfáiġ gus an
sagart, * do ní gaċ uile ḋuine go † Isa.56.11.
breagaċ. Caib.6.13.
11. Oir do * leiġisiodar lot in-
ġine mo ḋaoine go héttrom ga ráḋ, sí- † Caib.6.14.
oṫċáin, * síoṫċáin; 7 gan síoṫċáin ann.
12. An raibh * náire orra a nuáir † Eze.13.10. † Caib.3.3. & 6.15.
do riñeadar gráineamhlaċt? ní headh, ní
raib náire orra ar aonċor, ní mó
dfḟoadar dearġaḋ: uime sin tuitfid siad
a meas na druinge ṫuitfios a naim-
sir a ccuarta, teilgfiġear síos iad,
a deir an Tiġearna.
13. Go deimin sgriosfuiḋ mé iad, a † Isa.5.1.&c.
deir an Tiġearna; ní biaiḋ * aointrio-
pall ar an bfíneamhuin, nó figiḋe ar
an * ccrann fíge, agus críonfa an † Math.21.19 Luc.13.6. &c.
duille, agus imṫeoċuid na neiṫe uaṫa
tug mé dóib.
14. Cred fa a bfanmaóid ar suiḋe?
cruinniġid sib féin, agus déanam a steaċ
annsna caiṫreaċaib daingne, agus bí-
mid ar ttost ann sin; óir do ċuir an Ti-
ġearna ar Ndia ar tost sinn, agus ṫug
sé * uisge domblois duinn re ól, do † Caib.9.15 & 23.15.
bríġ gur peacuiġeamar a naġaiḋ an Ti-
ġearna.
15. Do bí súil aguinn re síoṫċáin, † Caib.14.19.
aċt ní táinic maiṫ ar biṫ; agus re
haimsir sláinte, agus féuch an buaiḋ-
reaḋ.
16. Do ċlos torman a eaċraiḋe ó † Caib.4.15.
* Dhan, do ċroiṫnuiġ an talamh uile le
fuáim seitriġe a eaċ láidir: óir ṫán-
gadar, agus do milleadar an tír, a-
gus a bfuil inte, an ċaṫair agus an
méid ċommnuiġios inte.
17. Oir féuċ, cuirfiḋ mé naiṫre-
ċa nime, cocatrisiġ bur measc, naċ
géba * re pisreóguiḃ, agus bainfid
greim asuiḃ, a deir an Tiġearna.
18. An nuáir do ṡaoilios mé féin
do ṡólásuġaḋ a naġaiḋ an dóláis,
atá mo ċroiḋe lag ionam.
19. Féuċ guṫ ċomairc inġine mo ḋa-
oine, do bríġ na muintire áitreabhus a
ttír imċéin: naċ bfuil an Tiġearna ann
Sion? naċ bfuil a Rí inte? cred as
ar bhrostuiġeadar misi ċum feirge le
na níomáiġiḃ greanta, agus le díoma-
óineasuiḃ coimtiġeaċa?
20. Do ċuáiḋ an foġmhar ṫoruinn, do
críoċnuiġeaḋ an samraḋ, agus níor co-
bruiġeaḋ sinne.
21. Ar son ġortuiġṫe inġine mo
ḋaóine atáimsi gortuiġṫe, atáim dub:
rug uaṫbhás greim orum.
22. An bfuil * ioc sláinte ar biṫ ann † Caib.46.11.
Gilead? an bfuil liaiġ ar biṫ ann? mai-
reaḋ cred fa naċ aisiogṫar sláinte in-
ġine mo ḋaóinesi?

Caib.

## CAIB. 9.

† Isa. 22. 4. Caib. 4. 19.


h, * naċ uisgeadha mo ċeann,
agus nach tobar deur
mo ṡúile, ċor go ngoil-
finn do ló agus doiḋċe ar
son marbh inghine mo ḋaoine.
2. Oh, nach bfuil agum annsa bfá-
sach ionad comhnuiḋe luċt turuis, ċor
go bfágfinn mo ḋaoine, ⁊ go nimeoch-
ainn uatha: óir is adhaltrannaiġ iad uile,
agus oireaċtas daoine meaḃlach.
3. Agus claonaid siad a tteanga
amhuil a mbogha ċum bréig: aċt ni
bfuilid siad cróḋa ar son na firinne ar
talamh; óir tiaġaid ar aghaidh ó olc go
† Caib. 12. 6. Mic. 7. 5. 6. holc, agus ni feas dóiḃ misi an Ti-
ġearna.
4. † Tugaidsi aire gach áon aguiḃ
dá ċomarsoin, agus ná taobuiḋ re
háoinḋearbraitir ar biṫ: óir mealfaidh
gaċ uile ḋearbraṫair, agus siubolaid
gaċ áonċomarsa lé sgannlacaiḃ.
5. Agus meallfaid siad, gaċ áon
aca a ċomarsa, agus ni laibeorthaid
a nfirinne, do múinedar dá tteangaiḋ
bréga do ráḋ, agus do ċoiriodar
iad féin lé deanam égceirt.
6. Atá háitreab a lár na ceilge;
diultaid misi d'aitniuġaḋ tré meallaḋ,
a deir an Tiġearna.
7. Uime sin is marso a deir Tiġ-
earna na slóġ, féuċ, leagfa mé iad, a-
gus dearboca mé iad: óir cred do dé-
nas mé ar son inghine mo ḋaoine?
† Psal. 12. 2. 120. 3. 8. Atá † a tteanga amhuil soiġead
caite amach, a deir siclúain: labraid
duine go * síoṫċánta re na ċomar-
* Psal 28. 3. soin lé na béul, aċt iona ċroiḋe cuir-
† Caib. 5. 9. 29. riḋ sé luiḋeacán air.
9. * Nach ccuáirteoċa misi iad
uime so, a deir an Tiġearna? naċ biáiḋ
m'anam cuiteach re na leitéid so do
ċineaḋ?
10. Ar na sléibtiḃ tóigfiod suas
golgáir agus guba, agus ar son
áitreabtacha a nfásaiġ, caóineaḋ; do
bríġ go bfuilid loisge, ionnus nach
féidir dáon gabáil ṫársa, agus naċ
ccluinid guṫ na háirnéisi; do ṫeiċ
ar aon éunlaiṫ a naieir agus an
beaṫaċ, atáid ar nimṫeaċt.
11. Agus do déna mé Ierusalem,
na cárnaiḃ, agus na * húamhaiġ dra- † Caib. 10. 22.
gún, agus do déna mé caiṫreaċa Iu-
dah uáigneaċ gan áitreabṫach.
12. Cia hé an duine crionna do ṫuig-
fiod so? agus re ar labair béul an
Tiġearna, ċor go bfoillseoċaḋ é?
cred ar son a millteair an tir, a-
gus a loiscteair i amhuil fásach, nach
bfédann neach gabáil ṫrid?
13. Agus a deir an Tiġearna, do
bríġ gur ṫréigiodar mo dliġeaḋ, noċ
do ċuir mé as a ccoiṁe, agus nar um-
luiġeadar dom guṫ, agus naċ ar siub-
luiġeadar ann.
14. Acht gur siubluiġeadar do réir
smuáintiġṫe a ccroiḋe féin, agus ar
ndiáiġ Bhaalim, noċ do múin a naiṫ-
re dóiḃ:
15. Uime sin is marso a deir Ti-
ġearna na slóġ Dia Israel, féuch,
biaṫfa mé iad, eadhon an pobal so, le
† mormónta, agus do béra mé uisge † Caib. 8. 14. & 23. 15.
domblais dóiḃ re a ól.
16. Sgaoilfiḋ † mé iad mar an † Lebbit. 26. 33.
ccédna a measc na ngeinteaḋ, noċ nar
bfeas dóiḃ féin ná dá naiṫriḃh: a-
gus cuirfiḋ mé cloiḋeam na ndiáiġ,
nó go sgriosfa mé iad.
17. Is marso a deir Tiġearna na
slóġ, measaiḋ, agus goiriḋ ar mnáiḃ
caóinte, ċor go ttiucfaid siad, agus
cuiriḋ fios ar mnáiḃ eolaċa, ċor go
ttiucfaid siad.
18. Agus déindis deiṫnios, agus
tógaidis caóineaḋ suas ornn, go silid
ar súile sios lé déoraiḃ, agus go
lingid forrḋuba ar súil amaċ lé huis-
geaḋaiḃ.
19. Oir do ċlos guṫ caóinte amaċ
as Sion, cionnus atámaoid sladċa?
atámaoid air ndioṫughaḋ go mór,
do bhrígh gur ṫréigeamar an tir, do
bhrígh gur theilgeadar ar náite a-
maċ sin.

20. Gidheaḋ

20. Gidheadh éistigh ré guth an Tighearna, síbhsi a mhná, agus glacadh bhur ccluas focal a bhéil, agus múinigh caoineadh dá bhur ningheanaibh, agus gach áon dá comharsoin núallghuba.

21. Oir táinic an bás súas chum ar bhfuinneog, agus do chuáidh sé a steach ann ar bpálásaibh, do ghearradh na cloinne amach ón tsráid, agus na ndaóine óg ó na sráidibh.

22. Labhair, is marso a deir an Tighearna, eadhon tuitfidh corp na ndaóine amhuil aóileach ar aghaidh an mhachaire, agus mar an ndornán a ndiáigh an bhúanuighe, agus ní chruinneochaidh áon iad.

† 1 Cor. 1. 31. 2 Cor. 10. 17. 23. Is marso a deir an Tighearna, ná deanadh an duine glic † glóir as a ghliocus féin, agus ná glóruigheadh an duine láidir as a chumhachdaibh, ná glóruigheadh an duine saidbhir as a shaidbhrios.

24. Acht an tí do dhéanas glóir glóruigheadh annso, go ttuigionn sé agus go naithnighionn sé misi, gur mé an Tighearna, chleachtas cinéul gradhach, breitheamhnus, agus firéuntas annsa talamh: óir is annsna neithibhsi dhúthlighim, a deir an Tighearna.

25. Féuch, tiucfuid na láethe, a deir an Tighearna, iona smaichteochadh misi a nuile timchillghearrtha, malle' ris an neimhtimchillghearrtha;

26. Egipt, Iúdah, agus Edom, clann Ammon, agus Moab, agus a nuile dhuine da bhfuil annsna † bruachaibh imchiana, áitreabhas annsa bhfásach: óir atáid na cineadhacha uile neimhthimchillghearrtha, agus tigh Israel uile gan † timchillgheárradh annsa ccroidhe.

Rom. 2. 28, 29.

# Caib. 10.

Eistighsi an focal a deir an Tighearna ribh, a thigh Israel.

2. Is marso a deir an Tighearna, ná foghlumuigh slighe na ngeinteadh, agus ná bíodh anbhuáin oruibh fa chomharthaibh neimhe: óir atáid na geinte anbhuáinech trioda sin.

3. Oir atáid gnátha an pobail díomhaóin; óir gearruidh aon amach crann as an bhforaois, obair lámh a noibrighe leis an ttuáigh.

4. Maisighid é le hairgiod agus le hór, ceanglaid siad é le tairngibh, agus le geanaraibh go nach ccorruighionn sé.

5. Bíd díreach súas mar an ccrann pailme, † acht ní labhruid siad: is éigin † a niomchar do bhrigh nach bhféduid siubal: ná bithi eaglach rompa, óir ní tig dhíob † olc do dhéanamh, ní mó fós atá ionta maith do dhéanamh. † Psal. 115. 5. ‡ Isa. 46. 1. 7.

† Isa. 41. 28.

6. Do bhrigh nach bhfuil áon † cosmhuil riotsa, a Thighearna, atá tú mór, agus is mór hainm a ccumhacht. * Psal. 86. 8. 10.

7. † Cia ar nach bia heaglasa, a Righ na ccineadhach? óir is riotsa beanas sin: do bhrigh nach bhfuil áon a measc uile dhaóine críonna na ccineadhach, agus iona rioghachtaibh uile cosmhuil riotsa. † Taisb. 15. 4.

8. Acht atáid uile go léir † brúideamhuil, agus amadánach: atá an smotán na foghluim díomhaóinis. † Isa. 41. 29. Abac. 2. 18. Zac. 10. 2.

9. Tugadh airgiod ar na leathnughadh amach ó Tharsis, agus ór ó Uphas, obair a nfir oibre, agus láimhe an órdóir: gorm agus dearg a néuduighe; is oibreacha lámh dhaoine críonna iad uile.

10. Acht isé an Tighearna an Dia fíre, isé an Dia bithbheo, agus an Righ síorruidhe é: criothnochaidh sé an talamh re na fheirg, agus ní féadfaid na geinte a mhíchédfa dfulang.

11. Is marso a dearfa sibh riu, na
déé nach dearnna na neaṁa nó an talaṁ,
sgriosfuighear iad ón ttalaṁ, agus ó
ḟaói na neaṁuibsi.
Gen. 1. 6. Caib. 51. 15. 12. Do * riñe sé na flaitis le na
ċuṁacht, sé do ḋaingnigh an talaṁ lé
na eagna, agus do ṡin amach na neaṁa
le na ġliocus.
13. A nuáir ċuirios sé a ġuth amach,
atá iomad uisgeadh annsna neaṁuibh, agus
do beir sé ar na deataiġib dul súas ó
ċoirnuib na talman: do ni sé tinteaċ
maille ré fearthuiñ, agus do beir sé an
ġáoth amach as a ionad taisgidh.
† Caib. 51. 17, 18. 14. Is * bruidemhuil gach uile duine
iona eolus féin, do claóidheadh gach uile
ċumadóir ann a iomáiġ ġreanta: óir is
neiṁḟirinne a iomáiġ leaġtha, agus ni bfuil
ánal ar bioth ionnta.
15. Is diomáoineas iad, agus obair
na nearráideaċ; millfiġear iad a nam a
ccuarta.
† Caib. 51. 19. 16. * Ni cosṁuil roiñ Iácob riú:
óir is eision cumadóir na nuile neitheañ,
agus isé Israel slat a oighreachta; isé
a ainm, Tiġearna na slóġ.
17. Cruinniġ súas hearradha as an
dúthaiġ, a áitreabthaiġ an daingin.
18. Oir is marso a deir an Ti-
ġearna, féuch teilgfidh mé amach áitreab-
thaċa na tire ar a nuáirsi, agus bearra
mé a ceumgach iad, go ndfuighid mar-
sin é.
19. Mo ṫruáiġe misi do briġ mo
loit, atá mo ċneadh nimneaċ: acht a du-
bhairt mé, is doiliġ so, acht caitfidh mé
a ḟulang.
20. Do milleadh mo ṫabernacuil, a-
gus do briseadh mo ċórdadha uile: dim-
ṫig mo ċlann amaċ asam, agus ni bfui-
lid ann: ni bfuil áon do ṡinfeadh mo lóis-
tin amaċ ni as mó, agus do ċuirfeadh
mo ċuirtine súas.
21. Oir atáid na háodhairiġe bru-
idemhuil, agus nior iarradar an Ti-
ġearna; uimesin, ni béurruid siad bi-
seach, agus scabfuiġear a ttréada
uile.
† Caib. 1. 13. & 5. 15. & 6. 22. 22. Féuch, táinic fuaim an tormáin
agus comċorruġadh mór ón * tuáis-
ceart, do dhéanaṁ caithreach Iúdah áor-
ránach, agus na * huamhaigh dhrea- † Caib. 9. 11.
gún.
23. O a Thiġearna, atá a ḟios a-
gam nach ann féin atá * sliġe an duine: † Seanf. 16. 1. & 20. 21.
ni hanns a duine siubhluiġios atá dior-
ġadh a ċoisceimeadh.
24. A Thiġearna * smachtuiġ mé, † Psal. 6. 1. & 38. 1. Caib. 30. 11.
acht maille re breiṫeamhnus: ni ann
ḟeirg, deagla go ndearntá neimhni dhi-
om.
25. * Dóirt amach do ḋibḟeirg ar † Psal. 79. 6.
na geintib, dá nach aithnid tú, agus ar
na muintearuib nach goirion ar hainm;
óir a dúadar súas Iácob, agus do
sluigiodar é, agus do riñeadar a ái-
treabh uáigneach.

CAIB. XI.

AN briaṫar noċ ṫáinic go Ie-
remiah ón TTiġearna, ġa
ráḋ,
2. Eistigsi briaṫra an
ċunnartaso, agus labruiḋ re fearuib
Iúdah, agus re háitreabaċaib Ieru-
salem,
3. Agus abairsi riu, is marso a
deir an Tiġearna Dia Israel; * go † Deut. 27. 26. Gal. 3. 10.
madh malluiġte an té nach umhluiġion do
briaṫraib an ċunnartasa,
4. Noch daiṫin mé da bhur naiṫrib † Caib. 2.
ann sa ló a ttug mé amach iad as
crich na hÉgipte, ó nfuirnis iaruinn,
ġa ráḋ, * umhluiġidh dom ġlór, agus † Leb. 26. 3. 14.
deanuiḋ iad, do réir a nuile ni aiṫeonas
mé dhíb: marsin budh sibhsi mo ṗobalsa,
agus budh misi bhur Ndiasa. † Caib. 7. 1. & 14. 21.
5. Chor go ccoimlionfa mé na * mi- Deut. 7. 8.
onna ṫug mé dá bhur naiṫrib, fearann
do ṫabhairt dóib ag lionaḋ le mil agus
lé baiñe, mar atá sé a niuġ: annsin
do ḟreagair misi, ⁊ a dubhairt mé, biodh † Isa. 1. 11.
marsin, a Thiġearna.
6. Annsin

6. Aſſin a dubhairt an Tighearna ri-
omſa, fuagair na briathraſo uile a
ccaithreachaibh Iudah, agus a ſráidibh
Ierusalem, ga rádh, éiſtighſi briathra
an chunnartaſo, agus déunuidh iad.
7. Oir do dhearbh miſi go dúthrachtach
dá bhur naithribh, an lá a ttug mé a-
nios iad as crich na Hégipte, go nuige
an lóſa, ag éirghe go moch agus ag mi-
onughadh, ga rádh, umhluighidh dom ghuth.
8. Gidheadh níor umhluigheadar, ní mó
do chláonadar a ccluas, acht do ſiubhail
gach aon diobh a ſmuáineadh a ndroch-
chroidhe féin: uimeſin do bhéara mé orra
uile briathra an chunnartaſo, noch d'áit-
in mé do dhéanamh, acht ni dearnadar iad.
9. Agus a dubhairt an Tighearna ri-
omſa, do frith feall idir fearaibh Iudah, a-
gus idir áitreabhtachaibh Ierusalem.
10. Dfilleadar ar a nais ar éigceart-
aibh a naithreadh rompa, noch do dhiult mo
bhriathársa déiſteacht, agus do chúa-
dar a ndiaigh dée oile dá nadhradh: do
bhris tigh Israel, agus tigh Iu-
dah mo chunnradh, noch do rinne mé re na
naithribh.
11. Uime is marſo a deir an Ti-
ghearna, féuch do bhéara mé olc orra,
nach bá héidir leo do ſeachna; agus da
mbeith go * ngoirfidís chugam, ni
éiſtfe mé iad.
12. Annſin imeochaid caithreacha Iu-
dah, agus áitreabhtacha Ierusalem, a-
gus éighfid ar na déeibh dá nofráluid
tuis; acht ni chuimhdeochuid ſiad iad an
áoncor a naimſir a ndonuis.
10. Oir is do réir uimhir do * chai-
threacha do bhádar do dhée, a Iudah; a-
gus do réir uimhre ſráidion Ierusalem
do chuireabhair ſuas altóra don ni náireach
ſin, eadhon altóra do loſgadh tuis do
Bhaal.
14. * Uimeſin, ná guidhſi ar ſon an
pobailſi, agus ná tóig ſuas comhairc
nó urnuighe ar a ſon; óir ni éiſtfidh miſi
iad an ſanam a néighfid ſiad chugam ar
ſon a mbuáidhearta.
15. * Cred atá ag mo ghrádhach re
a dhéanamh am tighſi, ó rinne ſi adhru-
aitighe ſa móra? agus gur imthigh a
nfeóil náomhtha uáit: a nuáir do ni tú
olc, is ann ſin do gháirdiogheas tú.
16. Do ghoir an Tighearna hainm,
crann glas ola, breághdha agus do to-
radh maith: le fuáim gioragh mhóir do
dheargh ſé teine air, agus do briſgidh a
gheaga.
17. Oir dfuagair Tighearna na ſlógh
do phlanduigh tuſa, olc ad aghaidh ar
ſon uile tighe Israel, agus uile tighe
Iudah, noch do ringeadar na nagaidh féin
dom bhroſtughadhſa chum feirge a nof-
ráil tuiſe do Bháal.
18. Agus tug an Tighearna a fios
damhſa, agus atá a fios agam, ann-
ſin do thaiſbéin tú a ngníomha dam.
19. Acht do bhí mé coſmhail re lu-
bán, nó re dam beirthior chum a marbh-
tha, agus ni raibh a fios agam gur
tionſgnadarſan tionnſgnadh am aghaidh
[ga rádh] - ſgrioſam an crann maille
re na thoradh, agus gearram amach é
as tír na mbéo, chor nach ccuimhnighthear
a ainm ni ſo mó.
20. Acht a Thighearna na ſlógh a
bhreathnuigheas go ceart, * dhearbhus na du-
báin agus an croidhe, faicimſi do dhío-
ghaltas orraſan: óir is duitſi dfoill-
ſigh mé mo chúis.
21. Uimeſin is marſo a deir an Ti-
ghearna re muintir Anatot, noch iarrus
do bhás, ga rádh, ná tairngir a nainm
an Tighearna, go nach ngeabhair re ar láimne.
22. Ar an adhbharſin is marſo a deir
Tighearna na ſlógh, féuch, ſmaichteocha
miſi iad; muirfighear na daóine óga ris
an cclaidheamh, éugfaid a mic agus a
ninghiona re gorta.
23. Agus ni biáidh fuigheall díobh:
óir do bhéara miſi olc ar fearaibh Anatot,
eadhon bliadhain a ccuarta.

* 1 Sam. 16.7. 1 Cron. 28 9. Pſal. 7. 89. Caib. 17. 19. & 23. 12. Teasb. 2, 13.

† Sam. 1. 28. Ia. 1. 15. Caib. 14. 12. Ez. 8. 18. Mic. 3. 8.

† Caib. 2. 28.

† Caib. 7. 16. & 14. 11.

## CAIB. 12.

IS ceart atá tú, a Thighearna, a nuáir tagraim riot: gidheadh léig dam labhairt riot ar do bhreitheamhnusaibh: créd fá mbeirion slighe na ndroch-dhaoine bisech? créd fá bhfuilid uile sona, noch do ni gráinemhlacht.
* Job. 21. 7. Psal. 37. 1. & 37. 3. Hab. 1. 4.

2. Do phlanduigh tú iad, fásuid, fós do beirid toradh: agus atá tusa a ngar ionna mbéul, agus a bfad ó na nduhánuibh.

3. Acht is aithnid duitsi, * a Thighearna, misi; do chonnairc tú mé, agus do dhearbh tú mo chroidhe leat riot: tarraing amach iad amhuil caoiruigh chum a náir, agus gléus iad fa chomhair laói an marbhtha.
Psal. 17. 3.

4. Gá fad bias an tír ag caói, agus luibh gach aonmhaga ag crionadh, * do bhrigh uile na druinge chomhnuigheas ionnta? do caitheadh na beathaighe, agus na héin, do bhrigh go ndubhradar, ní faicfidh sé ar ccrioch deighionach.
Psal. 107. 34.

5. Má rioth tú leis na coisighibh, agus gur choirgheadar tú, ann sin cionnus feadas tú coimling re heachaibh? agus má choirgheadar tú a ttír na siothchána ann ar chuir tú do dhóthchus, créd maiseadh do dhéana tú a nanfa Iordán?

6. Oir do * frith do dhearbhráithre féin, agus fós tigh hathar go mealblach ortsa, aseadh, do ghoiriodar iomad ad dhiaigh; ná creid iad, bíodh go laibheoraidís briathra breádha riot.
* Caib. 9. 4.

7. Do thréig mé mo thigh, dfág mé moighreacht, thug mé grádh manma a láimh a námhad.

8. Atá moighreacht damsa amhuil leoman san bhforaóis, chomhgaidh sí amach am aghaidh: uime sin dfuathuigh mé í.

9. Atá moighreacht damsa, amhuil éun breac: atáid a néunlaith fá ccuáirt na haghaidh; tigidh sibhsi, cruinnighidh uile beathacha an mhagha, tigidh do shlugadh.

10. Do mhill iomad aódhaireadh mo ghárrdha fíneamhna, do shaltradar mo chomroinn faói chosaibh, do rinnedar mo chomroinn sholásach uáignech.

11. Do rinneadh áonránach é, agus ar mbeith uáigneach dhó, caóinidh sé chugamsa; do rinneadh na fásach an dúthaigh uile, do bhrigh nach ccuireann áonduine iona chroidhe é.

12. Thangadar sgriosdóiride ar gach uile áit áird ar fedh a nfásaigh: óir sluigfidh claidheamh an Tighearna ó dhóinchionn don dúthaigh go nuige an ccionn oile don dúthaigh: ní bhfuigheadh feóil ar bith siothcháin.

13. Do shiolchuirheadar * cruithneacht, as beanfuid siad dosáin: do chuireadar iad féin chum saothair, acht ní thairbheocha siad; agus biáidh náire orra do bhrigh bur cciorsa, ar son feirge fiochmhaire an Tighearna.
‡ Lev. 26. 16. Deut. 28. 38. Mic. 6. 15. Hag. 1. 6.

14. Is marso a deir an Tighearna a naghaidh mo dhroch-chomharsan uile beanas ris a noighreas, noch thug mé ar mo phobal Israel doighreachtughadh, féuch, * tairreonga mé amach as an ndúthaigh iad, agus tairreonga mé amach tigh Iúdah ó na measc sin.
† Deut. 30. 3. ‡ Caib. 32. 37.

15. Agus tiucfa a ccrich tar éis a ttairrnighthe amach dam, go bhfillfid mé agus go mbia truáighe agam dóibh, agus go ttiubhra mé a ris gach uile duine díobh chum a oighreachta, agus gach áonduine chum a dhúithche.

16. Agus tiucfa a gcrich, má fhoghlomuid siad go dúthrachtach slighe mo phobail, do mhionnughadh fám ainmsi, Mairidh an Tighearna, mar do mhúineadarsan dom dhaóinibhsi mionnughadh fa Bhaal: ann sin suidheocthar iad a lár mo phobail.

17. Acht muna * numhluighid siad, tairreonga mé thríd amach as a bhfréamhaibh an cineadh sin, a deir an Tighearna.
* Isa. 60. 12.

## CAIB. 13.

AS marso a deir an Tiġearna riomsa, imṫiġ, faġ ḋuit crios línéadaiġ, agus cuir é do leasraċ é, agus ná cuir a nuisge é.
2. Annsin fuáir mé crios do réir bréiṫre an Tiġearna, agus do ċuirios ar mo leasraċ é.
3. Agus táinic focal an Tiġearna ċugam an dara huáir, ġa ráḋ,
4. Glac an crios noċ do fuáir tú, noċ atá ar do leasrach, agus éiriġ imṫiġ go Heuphráites, agus folaiġ annsin é a bpoll don ċarraic.
5. Mar sin dimṫiġ mé, agus do folaiġ mé ag Euphráites é, mar do aiṫin an Tiġearna ḋíom.
6. Agus tárla tar éis móráin do láeṫib go ndubairt an Tiġearna riom, éiriġ, imṫiġ go Heuphráites, agus tabair an crios as sin, noċ daiṫin mé ḋíot dfolaċ ann.
7. Ann sin do ċuáiḋ mé go Heuphráites, agus do ṫoċail mé, agus ṫug mé an crios as a náit ionar folaiġ mé é, agus féuċ, do bí an crios millte, níor fóġnaiġ sé ċum neiṫe ar biṫ.
8. Ann sin táinic briaṫar an Tiġearna ċugam, ḋa ráḋ riom,
9. Is marso a deir an Tiġearna, ar an modhso millfios mé uabar Iúdah, agus mór-uabar Ierusalem.
10. Biáiḋ na droċḋáoinesi noch diultas mo briaṫra ḋéisdeaċt, noċ imṫiġios do réir toile a nintinne, agus siublaiġios do réir ḋée oile ḋá nadhraḋ, agus do ḋénamh seirbíse ḋóiḃ, do nós an ċreasa so, naċ maiṫ ċum doinneiṫe.
11. Oir mar ċeanglas an crios ré leasraċ duine, marsin ṫug misi air ṫigh Israel uile ceangal riomsa, agus ar ṫiġ Iúdah uile, a deir an Tiġearna; ċor go mbeidís na bpobal agam, agus na nainm, agus na moladh, agus na nglóir; aċt níor éisdeadar.
12. Uimesin laiḃeora túsa riu an focalso, agus marso a deir an Tiġearna Día Israel, líonfuiġear gaċ áon buidéal le fíon: agus a déuraid riot, naċ fios ḋúinne go deimin go líonfuiġear gaċ aon buidéal lé fíon?
13. Ann sin a ḋéara tú riu, is marso a deir an Tiġearna, féċ, líonfa mé uile áiṫreabṫaċa na tíresi, eadhon na Riġṫe suidhios a ccaṫaóir Dháiḃi, agus na sagairt, agus na fáiġe, agus uile áiṫreabhṫaċa Ierusalem le meisge.
14. Agus briseaḋ mé ḋíoḃ féin fa ċéile, eadhon na haiṫre, agus na mic a naóinfeaċt, a deir an Tiġearna: ní bia truáiġe agam, ní ċoigeola mé, ní ḋéan tróċaire orra, acht scriosfa mé iad.
15. Eistiġsi, agus tugaiḋ cluas, ná biṫi uáiḃreaċ; óir do labair an Tiġearna.
16. Tugaiḋ glóir dá bur dTiġearna Día sul do ḃéra sé * dorċadus, agus sul ṫuisleoċaid bur ccosa ar na sléiḃtiḃ dorċa, agus an feaḋ beiṫi ag feiṫiom ré solus go bhfillfidh séision é a sgáile an báis, agus go ndéna sé dorċaċt ṫiuġ de. *Isa. 8. 22.
17. Acht muna néistiġe sib, caóiḋfiḋ manam a náitiḃ uáigneaċa ar son bhur núabhair, agus † silfiḋ mo súile go géur, agus ritfid síos lé déoraiḃ, do ċion tréda an Tiġearna do ḃreiṫ ar siubal a láiṁ. † Triabh. 1. 2.16: & 2. 18.
18. Abraiḋ ris an Riġ, agus ris an mbainríoġain, umhlaiġiḋ sib féin, suiġiḋ síos, óir tiucfa bur bprionnsamlaċt síos, eadhon coróin bur nglóire.
19. Druidfiġear caiṫreaċa an deisceirt súas, agus ní oisceolaiḋ áondune iad; béarṫar Iúdah uile ar siubal a mbraiġdionas, béarṫar a mbia ann a láim go hiomlán.
20. Tógbaiḋ súas bur súile, agus féuċaiḋ an luċt ṫig ón ttuáisceart:

cáiṫ

cáit a bfuil an tréd tugadh dhuitsi, do thréd sciamhach?

21. Cred a déra tú a nuáir bhéruis sé pionús ort (óir do múin tú dóib beith na ccaiptinib, agus mar úachtaránuib ós do chionn) nach géba brón tú amhuil bean re niodhnuib?

* Caib. 5. 19. & 16. 10.

22. Agus má deir tú ann do † chroidhe, cred fa ttigid na neithe so orumsa? ar son méid huile atáid do sciortadha leis, agus do sála ar ndénam lomnocht.

23. An bféadann an Tetiopech a choiciond do malairt, nó an liopard a breice? marsin féadtaoise fós maith do dhénam, noch gnáthuighios dénamh uile.

24. Uimesin scaóilfid mé ó chéile iad do nós an chonnlaigh noch imthighios ar siubal lé gaóith a nfásaigh.

25. Isé so do chranchursa, cuid do thomhais uáimsi, a deir an Tighearna? do bhrígh gur dhearmaid tú misi, agus gur tháobhuidh tú re bréig.

26. Uimesin léigfidh mé do sciortadha leis ar haghaidh, ionnus go mbia léir do náire.

27. Do chonnairc mé hadaltranuis, agus do seitreacha, gráin do striopachuis, agus do gráinemlacht ar na cnocuib annsna machairigib: a mairg dhuit, a Ierusalem; nach déna tú tú féin glan, cathain fós a biassin.

## CAIB. 14.

AN Focal an Tighearna, noc táinic go Ieremiah a dtaobh na gorta:

2. Atá Iúdah ag caoi, agus do lagaigheadh a geatadha, atáid dubh go talamh, agus do chuáidh éighiom Ierusalem suas.

3. Agus do chuireadarsa nuáisle a ccland beag chum na nuisgeadh, tángadar gon a soigthigib folamh: do bádar náireach imshníomhach, agus dfoluigheadar a ccinn.

4. Do bhrígh go bfuil an talamh scoilte, óir ni raibh fearthuinn ar bith san talamh, do bhí náire ar na treabhthaigib, agus dfoluigheadar a ccinn.

5. Agus fós, rug a neilid láogh ar an machaire, agus do thréig sí é, do bhrígh nach raibh féur ann.

6. Agus do sheasadar na hassail fiadhta ann a náitib árda, do tharrngeadar suas an gáoth amhuil dragúin: dfailligiodar a súile do bhrígh nach raibh féur ann.

7. O a Thighearna, máta go bfiadhnuighid ar nuile ar naghaidh, déansa é ar son hanma féin: óir is iomadamhuil ar miochoingiolla, do peacaigheamar ad aghaidhsi.

8. O a dhóthchas Israel, a slánaightheóir a nam buáidheartha; cred as a mbeitheá ad choimightheach annsa tír, agus do nós duine ar slighe, fillios do leattaoib dfanmhuin ar feadh aonoidhche amháin?

9. Cred as a mbeitheá mar dhuine ar na chriteglughadh, mar dhuine cumhachtach nach bféadann cobhrughadh? gidheadh a Thighearna atá tú ann ar lár, agus as hainm goirthear sinn, na fág sinn.

10. Is marso a deir an Tighearna ris an muintirsi, marso do gráduigheadar dul ar seachrán, níor chongmhadar ar ais a ccosa; uimesin ni gabhann an Tighearna chuige iad, cuimneochaidh sé anois a lochta, agus fiosrochaidh sé a bpeacaidhe.

11. Annsin a dubhairt an Tighearna riomsa, * ná guidh ar son na muintiresi chum maithiosa.

* Caib. 7. 16. & 11. 14. Exod. 32. 10.

12. * A nuair throisceid siad, ni éisteid misi a ccomhairc, agus a nuáir thairgfid ofráil loisge agus iodhbairt, ni géba mé iad: acht mhuitfid mé leis an cclaidheamh iad, agus leis an ngorta, agus leis an bplaigh.

† Seanraite 1. 28. Isa. 1. 15. Caib. 11. 11. Esech. 8. 18. Mic. 3. 4.

13. Annsin a dubhairt misi, ah a Thighearna Dia, féuch, a deirid na

fáighe

ḟáiġe ríu, ni ḟaicfiḋe an cloiḋeamh, agus ni bia gorta agaibh, aċt do bhéara misi síoṫċáin ḋaingion ḋiḃ annsa náitsi.
14. Annsin a duḃairt an Tiġearna riom, tairgiriḋ na fáiġe bréaga am ainmsi, * ni mé do ċuir uáim iad, ni mó is mé ḋaitin ḋioḃ, ni mó do laḃair mé riu: tairgiriḋ ḋiḃsi fis neimḟírinneaċ, agus geasaḋóireaċt, agus neimni, agus ceilg a ccroiḋe féin.
15. Uimesin is marso a deir an Tiġearna a ttaoḃ na bfáiġ tairgiriós am ainmsi, agus naċ mé do ċuir uáim iad, ṫairis sin go nabraid, ni bhia cloiḋeam nó gorta san tírse; le cloiḋeam, agus le gorta ċríoċnóċuid na fáiġesi.
16. Agus teilgfiḋear amach a sráidiḃ Ierusalem an drong dá ndéarnaid siad fáiḋeaḋóireaċt, do bhrigh na gorta agus an ċloiḋim; agus ni ḃfuiġid siad duine aḋlacus iad féin, a mná, nó a mic, nó a ninġeana; óir ḋóirtfiḋ misi a nolc féin orra.
17. Uimesin ḋéura tú an focalso riu, * siliḋis mo súile síos a ndéoraiḃ do ló agus doiḋċe, agus ná scuiridis: óir do briseaḋ maiġdion inġean mo ṁuintire maille ré briseaḋ mór, lé buille ro nimneaċ.
18. Má ṫéiġim amach san macháire, féuċ annsin na marḃ leis an ccloiḋeam; agus má ṫéiġim a steaċ san ccaṫraiġ, annsin féuċ an luċt atá tinn lé gorta; a seaḋ, imṫiġ an fáiġ araon, agus an sagart timċioll fá ccuairt go fearann naċ aitnid ḋóiḃ.
19. An dtréig tú Iúdah tríd amaċ? an fúataiġ hanam Sion? cred fár buáil tú sinn, agus gan caḃair ar bit orainn? do bí súil againn re síoṫċáin, agus ni bfuil maiṫ ar bit annsin; agus re ham tárṫála, agus féuch buaiḋreaḋ.
20. Admuiġmid, a Thiġearna, ar nolc, agus éigceart ar naiṫreaḋ: * óir do peaċuiġeamar ad aġaidsi.
21. Ar son hanma, na gráin, ná teilg síos caṫaóir do ġlóire; cuimniġ, ná bris do ċunnradh rinn.
22. An bfuil áon a measc dioṁaóinis na ngeinteaḋ do ḃéaraḋ fearṫainn? nó an bféudaid na neiṁe fearṫainn do ṫaḃairt úata? naċ tusa féin an Tiġearna Dia? uimesin feiṫfiom ort; óir as tú do riṅe na neiṫesi uile.

# CAIB. 15.

ANsin a duḃairt an Tiġearna riomsa, * giod go seasfad * Maoise agus * Samuel am fiaḋnuisi, ṫairis sin níor bféidir mintinn do beith leis an muintirsi; teilg amaċ as mo radharc iad, agus éiriġiḋis amach.
2. Agus tiucfa a ccrić, má deirid siad riotsa, cáit a raċam amaċ? annsin inneosa tú ḋóiḃ, is marso a deir an Tiġearna, * an méid atá fa ċoiṁe an báis, ċum báis: agus an méid atá fa ċoiṁe an ċloiḋim, don ċloiḋeam: agus an méid atá fa ċoiṁe na gorta, don gorta; agus an méid atá fa ċoiṁe an braiġdinis, ċum braiġdinis.
3. Agus * óirdeóċuid misi ceiṫre sóirt ós a ccionn, a deir an Tiġearna; an cloiḋeam do marḃaḋ, ⁊ na madraiḋ do réubadh, ⁊ éunlaiṫ a naieir, ⁊ ainmintiḋ na talman, do slugaḋ agus do ṁilleaḋ.
4. Agus cuirfioh mé dfiuċaiḃ * a nátrugaḋ ann gaċ uile ríoġaċt san doman ar son * Manasseh mic Hezeciah Rí Iúdah, ar son na neiṫeann do riṅe sé ann Ierusalem.
5. Oir cia agá mbia truáiġe ḋuit, a Ierusalem? nó cia ḋéanas doilġios riot? nó cia raċas do leaṫtaoiḃ dfiafruiġe cionnus biaas tú?
6. Do ṫréig tú misi, a deir an Tiġearna, do ċuaiḋ tú ar ccúl: uimesin sínfiod sa mo lám amaċ ad aġaidh, agus

‡ Caib. 23. 21. & 27. 15. & 29. 8, 9.
‡ Psalm. 1. & 2. 18. Caib. 13. 17.
‡ Psal. 106. 6. Dan. 9. 8.
‡ Esech. 14. 14.
‡ Exod. 32. 14.
‡ 1 Sam. 7. 9.
‡ Caib. 43. 11. Sach. 11. 9.
‡ Lebhit. 26. 16.
‡ Deut. 28. 25. Caib. 24. 9.
* 2 Riogh. 21. 11.

gur sceiorfa mé thú; atáim coirthe
dáithréchus.
7. Agus cáithfidh mé iad le sgoi
gneán a ngeataibh na tíre: foil-
meochá mé iad fa na cclainn, millfidh
mé mó ndaoine, ó nar fillēdar ó na
slightibh.
8. Atáid a mbaintreabhtacha ar na
bhfoirlionadh dam ós cionn gainimh na
fáirge: thug mé milltéoir orra a na-
gaidh mátar na nógánach san meodhon
laói: thug mé ar thuitim go hobann uirre,
agus críthegláca ar na ccathruibh.
† Amos 8. 9. 9. * A ndfainnig an bhen rug móir-
seisior: do fáoidh a spiorad airte,
do cuáidh a grian faói, agus an lá
ann fós: fuáir sí náire agus do cláoi-
dhedh í, agus sgeoaoilfidh mé an chuid
oile díobh don cloidhem a bhfiadhnuise a
námad, a deir an Tighearna.
†Iob 3. 1. &c. Caib. 20. 14. 10. * A mhairg damsa, mo mhathair, go
rug tú am fhear coimhtine mé, agus am
fhear cēnnaighe don talamh uile: ni thug
mé áirlegadh ar úsairrecht, ni mó thu-
gadar daoine dam ar úsaireacht, gi-
dhedh mallaighidh gach aondhuine aca
mé.
11. A dubhairt an Tighearna, go dei-
mhin biáidh sé go maith ag th'fuighioll, go
deimhin cuirfidh mé dfiachaibh ar an ná-
mhuid beith go maith leis a nam a nuile,
agus a nam haindise.
12. An mbrisfidh iarann an tiarann
a ttuáigh, agus an chruáidh?
13. Do bhéara mé do mháoin, agus
†Caib. 17. 3. hionnmhus don * chreich gan lúach, á-
gus sin ar son huile pecaidh an himlibh
uile.
14. Agus do bhéara mé ort imtheacht
leo námhuid go tír nach feas duit; óir
†Deut. 32. 22. do las * teine am feirg, noch lois-
gfios orraibhsi.
15. O a Thighearna, atá a fhios
agad, cuimhnig orumsa agus táir
dom fheuchuin, agus dioghail mé ar mo
lucht inghrema, ná beir as mé a bfoi-
ghid fada do thoile: bíodh a fhios agad
gurab ar do sonsa dfulaing mé mas-
la.
*Ezec. 3. 3. Taisb. 10. 9. 16. Do frith do bhriathra, agus *
a dhuaigh misi iad, 7 do bhí do bhriathra
dhamsa na gáirdechus, agus na lú-
athgháir dom chroidhe, óir do gleo
hainmsi orum, a Thighearna Dia na slóg.
17. Níor suidh mé a noireachtus
an lucht magaidh, agus níor gháirdigh
mé: do suidh mé ar leith do bhrigh do láimhe-
se: óir do lion tú mé le feirg.
18. Creud as a bhfuil mó * pian bioth- *Caib. 30. 13.
bhuan? agus mó chneadh dóileighis,
diultas beith leighiosta? an mbiáidh
tú dhamsa thríd amach amhuil duine bré-
gach, agus amhuil uisgeda faillighios?
19. Uime sin is marso a deir an Ti-
ghearna, má fillenn tú, ansin do bhéura
mé liom a ris thú, seasfa tú am fia-
dhnuisi: agus má bheirionn tú an mórlú-
aich ón ttruáillighthe, biaidh tú amhuil
mo bheul féin: filldis sion chugadsa,
acht ná fillsi chucasan.
20. Agus do bhéura misi díotsa don
mhuintirsi * balla cumdaigh prais, a- *Caib. 1. 18. &6. 27.
gus troidfid riotsa: as ni bhéuruid * *Caib. 20. 11.
buáidh ort: óir atáimsi leacht dot
chabhair, agus dot sáoradh, a deir an
Tighearna.
21. Agus sáorfa mé thú as láimh
an drochdhuine, agus fúaisgeola mé thú
as láimh a núathbhásaigh.

## CAIB. 16.

THáinic fós briathar an Ti-
ghearna chugamsa, ga rádh,
2. Ni thiubhra tú ben chu-
gad, ni mó biáid mic nó in-
ghena agad san áitsi.
3. Oir is marso a deir an Tighear-
na, a ttáobh na mac, agus a ttáobh na
ninghen bheirthar annsa náitsi, agus a
ttáobh a maithrech noch do rug iad,
agus a ttaobh a naithrech do gein iad an
sa dúthaighsi,

4. Eug

4. Eugfuid siad do * básaib doin-
*Caib.15.2. †Caib.25.33 ġiosaċa, ni * caóinfiġer agus ni a-
dlóctar iad; act béid amuil aóileċh
ar ġnuis na talman, agus muirfiġer
iad leis an ccloidem, agus le gorta,
†Caib.7.33. agus béid a * ccuirp na mbiaḋ déu-
&34.20. nuiḃ a naiéir, ⁊ do beṫuiġib na talman.
Psal.39.2. 5. Oir is marso a deir an Tiġerna,
ná héiriġ-a steċ a ttiġ na cuma, a-
gus ná héirig dá ccaói, nó dá ttruáiġ-
méile: óir do ṫóg misi mo ṡioṫċáin ón
bpobalso, a deir an Tiġerna, trócaire
agus grásа.
6. Eugfuid an mór agus an beg ann-
sa tirsi: ni hadlolóctar iad, ni
mó ċaoinfid daoine iad, nó ġerrfuid
iad féin, nó déanuid iad féin máol ar a
son.
†Lebh.12.22. 7. Ni mó stiallfuid * daóine iad féin
Deut.14.1 ar a son a ccumaid da ccomfurtaḋ ar
son na marb, ni mó béurfuid daóine cu-
pán comsóláis dóib dól ar son a naṫar
nó a maṫar.
8. Ni raċa tú fós go tiġ a nféusta,
do ṡuiḋe na bfoċair dite agus dól.
9. Oir is marso a deir Tiġerna na
†Isa.24.7.34. slóġ Dia Israel: féuċ, do bérа * mé
&25.10. fa dera do ċosc as a náitsi ann bur
Ezek.26.10. radarc, agus ann bur láetib, guṫ an
tsúgarta, agus guṫ na lúaṫġáire,
guṫ a nfir núadpósta, agus guṫ na
mná núadpósta.
10. Agus tiucfa a ccriċ a nuáir
innéosas tú na briaṫrasо uile do na
daoinibsi, agus a déaruid sin riotsa,
creḋ fá ar ḟúagair an Tiġerna an lán
uilcsi ar naġaiḋne? nó créḋ é ar
néigceart? nó creḋ é ar bpecaḋ noċ
do rinneamar a naġaiḋ an Tiġerna ar
Ndia?
†Caib.19. 11. Annsin a déara tú riu, * do briġ
&13.22. gur ṫréigeadar bur naiṫre mé, a deir
an Tiġerna, agus gur siubluiġeadar
a ndiáiġ dée oile, agus gur adradar
dóib, agus gur onóruiġeadar iad, agus
gur ṫréigeadar misi, agus nar ċoiméa-
dadar mo dliġeaḋ:
†Caib.7.26. 12. Agus go ndearnabairsi ni as *
mesa náid bur naiṫre, (óir féuċ siu-
bluiġ gaċ uile duine aguib do réir
smuáiniġ a ḋroċċroiḋe féin, ċor naċ
féidir léo éisteaċt riomsa.
13. * Uime sin teilgfiḋ mé as an †Deut.4.27
ttirsi sib go tír naċ aiṫnid dib féin &28.64,65
ná da bur naiṫrib, agus annsin foig-
eontaói do ḋéeib oile do ló agus doiḋ-
ċe, áit naċ ttaisbenfa misi fabhar
dib.
14. Ar a nadbarsin féuch, tiuc- †Caib.23.7,8
faid na * láete, a deir an Tiġerna,
ann nach aibéortar nisa mó; mar is beó an
Tiġerna ṫug clann Israel amaċ as
criċ na hÉgipte:
15. Acht mar is beó an Tiġerna ṫug a
nios clann Israel as tír an tuáisceirt,
agus as gaċ uile ṫalam ann ar dibir
sé iad: agus do béara mé a ris dá
ndúṫaiġ iad noċ ṫug mé dá naiṫrib.
16. Féuch, cuirfe mé fios ar mórán
iascaireaḋ, a deir an Tiġerna, agus
gébuid siad iad, agus na diaiġsin cuir-
fiḋ mé fios ar mórán sealgaireaḋ, ⁊ do
déanuid a bfiadach ó gach uile ṡliab,
agus ó gach uile chnoc, agus a maċ as
polluiḃ na ccarrac.
17. Oir atáid mo * ṡuile ar a nuile
ṡliġtib: ni bfuilid a bfolaċ óm ġnuis, *Job.31.21.
ni mó atáid a ccionta a bfolaċ ar mo Sean.5.21,
ṡuilib. Caib 32.19.
18. Agus an ċéaduáir, cuiteoċa
mé a néigceart, agus a bpecaḋ dúbal-
ta; do briġ gur ṫruáillġedar mo dú-
ṫaig, do lionadar moiġreaċt le cona-
blaċuiḃ a neiteann adfúaṫmar ngráine-
muil.
19. O a Thiġerna mo neart agus mo
daingion, agus mo ċuil didin a ló na
hainndeisi, tiucfaid na geintiḋe ċu-
gad ó ċéoranuiḃ na talman, agus a
déurfuid, go deimin do ġabadar ar
naiṫre oiġreaċt na mbréug, an dio-
maóines, agus neite gan tairbe.
20. An ndéanа duine dée dó féin,
agus naċ * dée iad ar áoncor?
21. Ar a nadbarsin, féuċ, do bérа † Caib.2.37
mé orra a nuair se aiṫnuġaḋ, do béra mé
orra mo lám agus mo neart daiṫniuġaḋ,
agus aiṫeonuid siad gur bé an Ti-
ġerna mainm.

## CAIB. 17.

ATá peacadh Iudah ar na sgriobhadh lé * peann iaruinn, agus lé rinn diamond: atá sé greanta ar ċlár a gcroidhe, agus ar ċornuib bhur naltórach:

† Iob. 19. 24.

2. An feaḋ ċuimnighid a cclann ar a naltóruib, agus ar * a ngarránuib ag na crannuib glasa ar an cnocaib árda.

* Breith. 3. 7. Isa. 1. 29.

3. O mo ṡliabh annsa maġ, do ḃéara mé do * ṁaóin agus do ṡaiḋbrios uile don ċreiċ, agus háite árda ċum peacaiḋ, ar fad do ṫeórann uile.

† Caib. 15. 13.

4. Agus deileoċṫar tusa, tusa féin ód oiġreaċt, noċ ṫug misi duit, agus do ḃéara mé ort fóġnam dod náṁuid annsa tír naċ feas duit: óir do lasabhair teine ann mfeirg loisgfios go bráth.

5. Is marso a deir an Tiġearna, go mad mallaiġṫe an fear dóċuiriġios a nduine, agus do ni a neart dfeóil, agus agá nimṫiġionn a ċroiḋe ón Tiġearna.

6. Oir biáiḋ sé cosṁuil ris an bfráoċ annsa bfásach, agus ni ḟaicfiḋ sé a nuáir ṫiucfas maiṫ, acht áiṫeoċuiḋ sé na háite dóite annsa bfásach, a bfearann sailte agus gan áitreaḃ.

7. * Is beannuiġṫe an duine dóċuiriġios annsa Tiġearna, agus gur bé an Tiġearna a dóċus.

† Psal. 2. 12. & 34. 10. & 125. 1. Seanraite. 16. 20. Isa. 30. 18.

8. Oir biáiḋ sé * amhuil crann plannduiġṫe láim ris na huisceaḃuib, agus ṡineas amaċ a ḟréamha láim ris a sruṫ, agus nach bfaicfiḋ a nuair ṫig an teasbach, agus biáiḋ a duille glas, agus ni biáiḋ cúramach a mbliaduin an tarta, ni mó scuirfios sé do ṫabhairt toraiḋ.

† Psal. 1. 3.

9. Atá an croiḋe cealgach ós cionn gaċ uile neiṫe, agus urċóideaċ, cia fédas a ḟios do ḃeiṫ aige?

10. Misi an Tiġearna, * sgrúduim an croiḋe, dearbhuim na dubháin, eadhon do ṫabhairt dá gaċ uile duine do réir a ṡliġṫeach, agus do réir toraiḋ a ġníoṁ.

† 1 Sam. 16. 7. Psal. 7. 9. Caib. 11. 20. & 20. 12.

11. Amhuil luiġios an patrisc ar a huiġib, agus nach gcuirionn iad: marsin an té do ġeiḃ saiḋbrios, agus naċ lé ceart, fuiġfiḋ sé iad a lár a laeṫeaḋ, agus iona ċríċ deiġionuiġ biáiḋ sé na amadán.

12. Is caṫaóir árd ġlórmhar ó ṫosach áit ar sanctóra.

13. O a Thiġearna, a dóċuis Israel, * biáiḋ náire ar gaċ a ttréigionn ṫusa, agus na ddaoine deileoċus riomsa béid sgriobṫa annsa talaṁ, do ḃríġ gur ṫréigeadar an Tiġearna, * tobar na nuisgeaḋ mbéo.

† Psal. 73. 27. Isa. 1. 28.

† Caib. 2. 13.

14. Slánuiġ mé, a Thiġearna, agus biáiḋ mé slán; sáor mé, agus biáiḋ mé sáorṫa; óir is tú mo ṁoladh.

15. Féuch, a deirid siad riomsa, * cáit a bfuil briaṫar an Tiġearna? tigeaḋ si a nois.

† Isa. 5. 19.

16. Ar mo sonsa níor deifriġ mé ó ḃeiṫ am aoḋaire dot leanmhuinsi, * ni mó do ṫoiliġ mé an lá mairgneach, atá a ḟios agadsa: do bí an ni ṫáinic amaċ as mo ḃéul ceart ad ḟiaḋnuisi.

* Caib. 1. 4. &c.

17. Ná bi ad uaṫbhás damhsa, is tú mo dóċus a ló a nuilc.

18. * Claóidtear an drong ingreamas mé, acht ná claóidtear misi: lioṫuiġṫear iadsan, acht ná lioṫuiġṫear misi: tabhair lá a nuilc orrasan, * agus sgrios iad le sgrios dúbalta.

* Psal. 35. 4. & 40. 14.

† Caib. 11. 20.

19. Is marso a dubhairt an Tiġearna riomsa, imṫiġ, agus seas a ngeata ċloinne an poḃail, iona ttigid Riġṫe Iúdah a steaċ, agus iona ttigid amach, agus a ngeataibh Ierusalem uile.

20. Agus abair riu, éistiġ ré bréiṫir an Tiġearna, sibhsi a Riġṫe Iúdah, agus a Iúdah uile, agus a uile áitreabhṫaċa Ierusalem, noċ ṫéid a steaċ annsna geataibhsi.

21. Is marso a deir an Tiġearna, *

* Nehe. 13. 19.

tugaiḋ

tugaidh ghe dhíbh féin, ⁊ ná hiomchraidh úa-
lach a ló na sáoire, agus ná tugaidh
a stech a ngeataibh Ierusalem iad.
22. Agus ná hiomchraidh úalach a-
mach as bhur ttightib a ló na sáoire,
agus ná dénaidh obair ar bith, acht náom-
thaigh lá na sáoire mar do * aithin
misi dá bhur naithribh.
23. Acht níor áontuigheadarsan, † Exod. 20. 8. & 23. 12. & 31. 13. Ezech. 20.12.
agus níor chláonadar a ccluas; acht
do rinneadar a muinéil sesmhach, chor
nách ccluinfidís, agus nách gcabhaidís
tegasc.
24. Agus tiucfaidh a ccrich, má
éistighe go dúthrachtach riomsa (a
deir an Tigherna) gan úalach do bhreith
thríd gheataibh na caithreachsa a ló na
sáoire, acht lá na sáoire do náomhadh
gan obair ar bith do dhénamh ann:
25. * Ansin rachaidh a steach a
ngeataibh na caithreachso Righthe agus † Caib. 22. 8.
prionnsaidhe ag suidhe ar chathaoir Dhái-
bhi, ag marcuigheacht a ccarbadaibh, a-
gus ar eachaibh, iad féin agus a bprion-
nsadha, fir Iúdah, agus áitreabhta-
cha Ierusalem; agus fanfaidh an cha-
thairsi go bráth.
26. Agus tiucfaidh siad ó chaithre-
chaibh Iúdah, agus ó na háitib timchioll
Ierusalem, agus ó fhearann Bheniamin,
agus ón réitigh, agus ón tsliabh, agus
ón deisceart, ag tabhairt ofrálach lois-
ge agus iodhbartach léo, agus ofrá-
lach bídh agus túis, agus ag tabhairt iodh-
bartach molta go tigh an Tigherna.
27. Acht chena muna néistighse
riomsa do náomhadh laé na sáoire, agus
gan úalach díomchur ag dul a steach a
ngeataibh Ierusalem a ló na sáoire:
ansin deargfa mé teine iona gceataibh,
agus loisgfidhsi pálás Ierusa-
lem, agus ní múchfaidhear í.

C a i b. 18.



AN bhriathar noch tháinic go Ie-
remiah ón tTigherna, gha
rádh,
2. Eirigh, imthigh síos go
tigh an photadóra, ansin
do dhénam mé ort mo bhriathra do chlos.
3. Ansin do chuaidh mé síos go tigh
an photadóra, agus doibrigh sé obair ar
na roithlénaibh.
4. Agus do milleadh an soitheach
do rinne sé do chriáidh, a láimh an
photadóra; ansin do rinne sé a rís
é na shoitheach oile, mar do chonncus
don photadóir a dhénamh.
5. Ansin tháinic briathar an Ti-
gherna chugamsa, gha rádh,
6. O a thigh Israel, * nách bhféad- † Isa. 45. 9. Romh. 9. 10. Eagna. 15. 7.
aimsi a dhénamh ribhsi, mar an bpota-
dóir, a deir an Tigherna? féuch,
mar tá an chré a láimh an photadóra, is
marsin atátaoise am láimse, a thigh
Israel.
7. Gidh bé am a laibheora mé a ttáobh
chinidh, agus a ttáobh ríoghachta, do * † Caib. 1. 10.
tharraing súas, agus do leagadh síos,
agus dá sgrios:
8. Má fhilleann an cinedhsin, a na-
ghaidh ar fhúagair mé, ó na nolc, biáidh * † Iona, 3, 10.
aithreachus orumsa ó nolc do bhreath-
naigh mé do dhénamh na naghaidh.
9. Agus gidh bé am a laibheora mé
a ttáobh chinidh, agus a ttáobh rígha-
chta, dá ccur súas, agus dá bplann-
dughadh:
10. Má ní sin olc ann mo radharc-
sa nách néisteochaidh dom ghuth, ansin
biáidh aithreachus orum fan maith le ndu-
bhairt mé go ndénainn tarba dóibh.
11. Déná a nois ar a nadhbharsin,
labhair ré fearaibh Iúdah, agus ré háit-
reabhtachaibh Ierusalem, gha rádh, is
mar so a deir an Tigherna, féuch,
do chum mé olc ann bhur naghaidhsi, agus
do thionnsgain mé smuáintighthe ann bhur

† Riogh.17.13 Caib.7.3. & 25.5. & 35.15. naghaidh: fillidh anois gach uile dhuine a-
ghuidh ó na dhroichshlighe, agus dénuidh bhur
slighthe agus bhur ngníomha maith.

12. Agus a dubhradarsan, * ni
† Caib.2.25. bhfuil dóigh ar bith aguinn, acht imeocham
do réir ar ttoile féin, agus do dhéna
gach aon do réir bhreathnuighthe a dhroch-
chroidhe féin.

13. Uimesin is marso a deir an
† Caib.2.10. Tighearna, * fiafruighidhse a nois a
measg na ngeinteadh, cia chualaidh a lei-
théid so do neithibh? do rinne maighdion
Israel ní ro adhfuathmhar.

14. An bhfuighfe duine mo mhaghsa ar
‡ Caib.2.13. charraic, nó ar shneachta Lebanon? an
ttréigfidhear na huisgeadha reatha, ar
son na nuisceadh bhfuar ccoimhightheach,
thig as áitibh oile?

15. Do bhrigh gur dhearmaid mo *
† Caib.17.14. pobal mé, do loisgeadar tuis lé dioma-
óinios, agus thugadar orra tuisleadh
† Caib.6.16. iona slighthibh as na * seanchasán-
uibh, do shiubhal a ccasánuibh slighead
nar teilgeadh suas;

16. Do dhénamh a ndúithche * uaig-
† Caib.19.8. & 49.13. & 50.13. neach, agus na sgige biothbhuan: biaidh
gach aonduine dá ngabhann re na taobh
lán dionghnadh, agus croithfidh a cheann.

17. Scabfuidh mé iad mar budh leis
an ngaoith a noir roimhe an námhuid:
taisbéanfuidh mé an cúl dóibh, agus
ni hí a naghaidh a ló a ttruaighmhéile.

18. Annsin a dubhradarsan, tigidh
agus a dhénamh comhairle a naghaidh Iere-
miah: óir ní mhúchfaidhear an dligheadh
* Mal.2.7. ón tsagart, nó comhairle ó neagnuidhe,
nó an bhriathar ón bhfáidh: tigidh, a-
gus buailiom é leis an tteangaidh, a-
gus ná tugam aire do dhfocal dá bhria-
thruibh.

19. Tabhairse aire dhamsa, a Thighear-
na, agus éist re guth na droinge
chonntabhairtheas riom.

20. An ccuiteochthar maith le
holc? óir do thochladar poll dom anam:
cuimhnigh gur sheas mé ad fhiadhnuise do
labhairt maithiosa ar a son, diompógh
fheirge siúatha.

1. Ar a nadhbharsin sgaoil
suas a cclann don ghorta, agus
* dóirt amach a bhfuil lé neart † Ps.109.10
an chloidhimh, agus folmhuighthear a mná
fa na ccloinn, agus bidis na mbaintrea-
bhachuibh, agus cuirthear a bhfir chum báis,
marbhthar a ndaóine óga leis an ccloi-
dheamh san ccath.

22. Cluintear comhairc as a ttigh-
thibh, a nuair do bhéra tusa dioma go
hobann orra; óir do thochladar fail-
chis dom ghabháilsi, agus dfoluighe-
dar lionta dom chosuibh.

23. Gidheadh a Thighearna atá fios a
ccomhairle uile agad am aghaidhsi dom
mharbhadh: ná maith a néigceart, agus
ná scrios a bpeacadh amach as do
radharc, acht madhmuighthear iad ad
fhiadhnuisi; dén marso riu a naimsir
thfeirge.

CAIB. 10.

IS marso a deir an Tighearna,
imthigh, 7 fagh buidéal criadh
potadóir, agus glac do
shenóiribh an pobail, agus
do shenóiribh na sagart,

2. Agus imthigh amach go gleann mic
Hinnom, noch atá aig dul a steach an
gheata shoir, agus fuagair ann sin na bria-
thra innéosas misi dhuit.

3. Agus abair, éistighsi briathra
an Tighearna, a Righthe Iudah agus a
áitreabhthacha Ierusalem: is marso a
deir Tighearna na slógh, Dia Israel,
féuch do bhéara mé olc ar a náitsi, noch
gidh bé ar bith éluinfios, * toirmánfuid † 1Sam.3.11 2Rig.21.12
a chluasa.

† Caib.32.
4. Do bhrigh gur thréigeadar misi,
agus go ndearnadar a náitse coimhig-
theach, agus gur loisgeadar tuis innte
do dhéeibh oile, noch nár aithnidh dóibh
féin nó dá naithribh, nó do Righthibh Iu-
dah, 7 gur lionadar a náitsi lé fuil
neimhchiontuigh.

5. Do ċuṁdaiġeadar fós áite ár-
da Bhaal do loscaḋ a mac lé teine
†Caib. 7.31, 32. mar ofrála loisge do Bhaal noċ naċ
ar áitin misi, agus, naċ ar labhras,
agus naċ ttáinic ann mintinn.
6. Ar a nadhbharsin féuċ tiucfaid
na laeṫe, a deir an Tiġearna, nach
goirfiġear Topet do náitsi ní sa mó,
nó gleann mic Hinnom, aċt gleann a náir.
7. Agus do ḋéana mé coimhle Iúdah
agus Ierusalem díomaoín annsa náit-
si, agus do bhéara mé orra tuitim leis
an cclaoiḋeam roimhe an náṁaid agus lé
láim na ndruinge iarras a mbás, agus
†Caib 16. 4. & 7. 33. do bhéara mé * a ccuirp dá mbeith
na mbiaḋ ag éunlaiṫ a naiéir, agus
ag beiṫiḋib na talman.
†Caib. 18.16. & 49. 13. & 50. 13. 8. Agus do ḋéana mé an ċaṫair si *
uáigneaċ, agus na sgige: ligfiḋ gaċ
uile duine dá ngéabhadh thairis, a-
gus do ḋéana sé sgige do bhríġ a huile
plaġas an.
†Leb. 26 29. Deut. 28 53 Truail. 4.10. 9. Agus do bhéara misi orra * feóil
a mac doibh, agus feóil a ningean, a-
gus iosfaiḋ gaċ uile duine díob feóil a
ċarad annsa ċampa, agus annsa ċrúa-
dóig lé ccuimgeoċaid an námhaid, agus
an drong iarrus a mbás orra.
10. Annsin brisfiḋ tú an buidéal a
radharc na ndaoine téid leat,
11. Agus a déara tú riu, is marso
a deir Tiġearna na slóġ, eadhon is mar-
so brisfios mé an pobalso, agus an
ċaṫair mar brisios neaċ soiġteaċh an
†Caib 7.32. potadóra, naċ féidir a ḋéanam slán a
ris, agus *adhlocaid siad ann Topet,
nó go raibh gan áit adhlaicthe ann.
12. Is marso do ḋéana mé ris a
náitsi, a deir an Tiġearna, agus ré
na háitreabhtaċaib, agus do ḋéana mé
fós a ccaṫair mar Thopet.
13. Agus saileoċtar tiġthe Ieru-
salem, agus tiġthe Riġthe Iúdah mar
áit Topet ar son na nuile teaġ dar
†Caib.32.29. loisgeadar tuis ar * a mullaiġib do
sluaġ neime uile, agus ar dóirteadar
amaċ ofrála diġe do ḋéeib oile.
14. Annsin táinic Ieremiah ó Tho-
pet, mar ar ċuir an Tiġearna é dfái-
sdóireaċt, agus do sheas sé a ccuirt
tiġe an Tiġearna, agus a dubhairt sé
ris an bpobal uile.
15. Is marso a deir Tiġearna na
slóġ Día Israel, féuċ, do bhéara mé ar
an ccaṫairsi agus ar a bailtib uile a
nuile olc dár labhras mé na haġaidh: do
bhríġ gur ċrúadhuiġeadar a muinéil, ċor
naċ ccluinfidís mó briaṫra.

## CAIB. 20.


NOis do ċualaiḋ Passur * mac Immer an sagart, noċ †1 Cron. 24. 14.
do bí fós na phríomhuachta-
rán a ttiġ an Tiġearna,
gur táirngir Ieremiah na
neithesi.
2. Annsin do buáil Passur an fáiġ
Ieremiah, agus do ċuir sé annsa cip
é, do bí a náirdgeata Bheniamin, noċ
do bí láim ré tiġ an Tiġearna.
3. Agus tárla ar na mánach go
ttug Passur Ieremiah amaċ as na
cip; annsin a dubhairt Ieremiah riu, nír Eagla timchioll.
Passur do goir an Tiġearna dainm
díot, acht * Magor-Missabib.
4. Oir is marso a deir an Tiġear-
na, féuch do ḋéana mé uaṫbhás díot duit
féin, agus dot cáirdib uile, agus tuit-
fid siad lé cloiḋeam a námad, 7 do ċífid
do shúilesi sin, agus do bhéara mé Iúdah
uile a láim Riġ na Babilóine, agus muir-
fiḋ sé iad leis an cclaoiḋeam.
5. Sgeoḋoraiġ mé * fós neart na caṫ- †2 Ríog 20.17
raċso uile, agus a huile saoṫar, a-
gus a huile neiṫe mórluáiġ, agus
uile ionnmus Riġ Iúdah do bhéara mé a
láim a námad, noċ ċreaċfus iad, agus
ġlacfus iad, agus béarus leó don Bha-
bilóin iad.
6. Agus raċa tusa a Phassur
agus an méid ċoṁnuiġeas ann do ṫiġ a
mbraiġdionas, agus raċa tú don Bha-
bilóin, agus annsin do ġeba bás, agus
is ann hadhlóctar tú, tú féin, agus do
cáirde uile, dar táirngir tú bréga.

7. O

7. O a Thigherna do mheall tú mé,
agus do bhí mé meallta: is treise tú
ná misi, agus rug tú buaidh: atáim a
ttarcuisne gach aonlá, bi gac uile
dhuine ag magadh orum.
8. Oir ó nam ar labhair mé, do ghoir
mé go hárd, do ghoir mé éigion agus
díoghbháil: do brígh go ndearnadh masla
dhamsa do bhréithir an Tighearna, agus
magadh láetheamhuil.
9. Annsin a dubhairt mé, ni tiucfa
mé thairis, agus ni laibheora mé ni sa
mó iona ainm. Acht do bhí a focal am
chroidhe amhuil teine loisgnech iadhta sú-
as am chnámhuibh, agus do bhí mé coirthe
†Esal 30.3. le hiomchar, agus * nior fhéud mé fu-
†Job.32.18. luingech.
10 Oir do chúala mé mioclú mórain,
eagla ar gach aon taoibh; aithrisi, a
deiridh siad, agus aithreosaimne é:
atá mo lucht aitheanta uile ag forchoimhéad
ar mo bhacaighe, gha rádh, do bféidir
go mealltar é, agus béurmaoidne buáidh
air, agus do dhéanam ar ndioghaltas air.
11. Acht atá an Tighearna liomsa
mar aon cumhachtach úathbhásach: uime-
†Caib.17.18. sin * tuisligfid lucht mo ingreama, agus
& 15. 20. ni bhéurid buáidh, agus biáidh náire
mhór orra: óir ni bhéuraid siad buaidhrech,
†Caib.23.40. ni * dearmadtar go bráth a milleadh sí-
orruidhe.
†Caib.11.20. 12. Acht a Thighearna na slógh *
& 17. 10. dhearbhus an firéun, agus do chí na dubháin,
agus na chroidhe, faicim do dhioghaltas
orrtha: óir ar dhuit do fhoillsigh mé mo
chúis.
13. Canaidhsi don Tighearna, molaidh
an Tighearna; óir do sáor sé anum an
bhoicht ó láimh lucht déanta an uilc.
14 Go madh mallaighthe an lá iona
rugadh mé, narab beannaighthe an ló a
rug mo máthair mé.
*Job. 3. 3. 15. Go * madh mallaighthe an té thug
Caib.5.10. sgéula chum mo athar, ga rádh, rugadh
leanamh mic dhuit; agá dhéanamh ro luath-
gháirech.
16. Agus bíodh an fear sin mar na
†Caib.19.23. caithreachaibh do scrios an Tighearna, *
agus nach dearna aithrighe: agus clui-
neadh sé an comhairc ar maidin, agus an
gháir san meadhón laói.
17. Do brígh nar mharbh sé misi ón
mbroinn: nó go mbeith mo mháthair na huáigh
agam, agus a brú do bheith torrach
orum a ccomhnuidhe.
18. * Cred fá ttáinic mé amach † Job.3.23.
as an mbroinn dfaicsin saóthair agus
doilghis, chor go ccriocchnochtaói mo láethe
maille re náire.

# CAIB. 21.

AN focal noch tháinic chum Ie-
remiah ón TTighearna, a
nuair do chuir an Righ Sede-
ciah chuige Passur mac Melc-
ciah, agus Sephaniah mac Maaseiah
an sagart, gha rádh,
2. Ceasnuigh, iarraim dathchuinge
ort, ruinn an TTighearna ar ar soinne
(óir atá Nebuchadnesar Righ na Babi-
lóine ag déanamh cogaidh orainn) má ni an
Tighearna ruinn do réir a uile oibrech ion-
gantach, go racaidh sé suas uáinn.
3. Annsin a dubhairt Ieremiah riu, is
marso a déarthaói re Sedeciah,
4. Is marso a deir an Tighearna
Dia Israel, féuch, filleadh mé an airm
na haidhm chogaidh atá an bhur lámhuibh lé
ttroidthi a naghaidh Righ na Babilóine,
agus a naghaidh na CCaldeánach, noch
sheasmhus bhur dtimchioll taobh amuigh do
na balladhuibh, agus cruinneochaidh mé iad
a lár na caithreachso.
5. Agus troidfidh mé féin bhur na- † Exod. 6 6.
ghaidh maille ré * láimh sínte amach, a-
gus le righ láidir, a bfeirg, a mbuile,
agus a ndoibhfeirg móir.
6. Agus buáilfidh mé muintir na
caithreachso idir dhuine agus bheathach: do
ghébhaid siad bás do phláigh móir.
7. Agus na diaigh sin a deir an
Tighearna, sechódaigh mé Sedeciah Righ
Iúdah, agus a sheirbhisigh, agus na
daoine, agus an méid do fágbhadh annsa
chathraighsi ón bpláigh, ón cclaidheamh,
7 ón ghorta, a láim Nebuchad-nesar
Righ na Babilóine, 7 a láim a námhad, 7
a láim na ndaóine iarrus a mbás, 7
buáil-

buailfiḋ sé iad le faobhar an ċloiḋimh:
ni ċoigeólaiḋ sé iad, ni mó bias
truáighe nó trócaire aige dóibh.

8. Agus a déara tú ris an bpo-
balso, is marso a deir an Tighear-
na, féuċ, do ċuir mé romhaibh slighe
na beatha, agus slighe an báis.

† Caib. 38. 2. 9. An té * fanfas ansa ċathraigh-
si, éugfaiḋ sé ris an cclaiḋeamh, a-
gus ris an ngorta, agus ris an
bplaigh; aċt mairfiḋ an té raċas a-
mach, agus tuitfios ċum na CCal-
deánach ċampaighios oraibh, agus biaiḋ
* Caib. 39. 18. & 45. 5. a beatha aigesion mar * éadáil.

10. Oir do ċuir misi maghaiḋ a
naghaiḋ na caithreachso ċum uilc, agus
ni ċum maitheasa, deir an Tighearna:
do bearthar a láimh Righ na Babilóine
í, agus loiscfiḋ sé í lé teine.

11. Agus do ṫaoibh tighe Righ Iú-
dah, éistigh bréithir an Tighearna.

12. A tigh Dháibi, is marso a
deir an Tighearna, * déanaiḋ breiṫeamhnus
† Caib. 22. 3. ar maidin, agus tárthaigh an té do
millead amaċ as láimh an milltéora,
deagla go raċaḋ mfearg amach amhail
teine, agus go loisgeaḋ ċor naċ
bféadaḋ aonduine a múċaḋ, do bhrigh
uilc bhur ngníomh.

13. Féuch, atáim ad aghaiḋ, a
áitreabhaigh an ghleanna, agus ċarrge an
réitigh, a deir an Tighearna; noch a
deir, cia ṫiucfas a nuas ar na-
ghaidh? nó cia raċhus ann ar ttigh-
ṫibh?

14. Acht smaichteocha mé sibh
† Seanraite. 1. 31. do réir * thorthair bhur ngníomh, a
deir an Tighearna: agus lasfa mé
teine iona fhoraoissin, agus loisg-
fiḋh sé a nuile ni na thimchioll fa
ccuáirt.

Caib. 22.



S marso a deir an Tighear-
na, imṫigh síos go tigh Righ
Iúdah, agus labhair an fo-
calsa ansin,

2. Agus abair, éist briaṫra an
Tighearna, a Righ Iúdah noch suighios
ar ċaṫaoir Dháibi, tusa, agus do
seirbisigh, agus do ṁuinntir ṫéid a
steaċ ansna geaṫaibhsi.

3. Is marso a deir an Tighearna,
déanaiḋ * breiṫeamhnus, agus firinntas, * Caib. 21. 12.
agus saoraiḋ an díoghbálach as láimh
an díbheirgiḋ: agus ná déanaiḋ éucóir,
ná déanaiḋ éigion ar an ccoimhtigheċ,
ar an ndílleaċta, nó ar an mbaintreab-
haigh, agus ná dóirtiḋe fuil neimhċion-
taċ ansa náitsi.

4. Oir má níti an nísé dá ríribh,
* ansin tiucfa a steach a ngeaṫaibh * Caib. 17. 25.
an tighesi, Righthe ag suiḋe ar cha-
ṫaóir Dháibi, ag marcuigheaċt a gcar-
badaibh, agus ar eaċaibh, é féin, agus
a seirbisigh, agus a ṁuinntir.

5. Acht muna néistiḋe na briaṫ-
rasó, mionnaighim tríom féin, a deir
an Tighearna, go mbia an tighse na
fásach.

6. Oir is marso a deir an Tighear-
na ré tigh Righ Iúdah; is tú Gileád a-
gamsa, agus ceann Lebanon; aċt go
deimhin do déana mé fásach díot, agus
caithreaċa ann naċ biaiḋ áitreabhaḋ.

7. Agus gleusfa mé milltéoiriḋe
ad aghaiḋ, gaċ uile duine le na airm,
agus gearrfaiḋ siad síos do ṡlogh tog-
ṫa, agus teilgfiḋ san teine iad.

8. Agus gabhaiḋ mónán fineaḋach
tar an ccaṫraighsi, agus a déaraiḋ
siad gaċ aonduine re na ċompan-
ach, * cred fa ndearna an Tig- * Deut. 29. 24. 1 Riogh. 9. 8.
hearna marso ris an ccaṫraigh móir-
si?

9. Ansin freagoraiḋ siad, do
bhrigh gur thréigiodar cunnradh an
Tighearna a Ndia, agus gur adhra-
dar

ḋar ḋée oile, agus go nḋearnadar seirbhis ḋóiḃ.

10. Ná guilidhsi ar son an mairḃ, agus ná caoinidh é, acht guilidh go géur ar son an té imṫiġios: óir ní ṫiucfa sé ní sa mó, ní ḟaicfidh sé a ṫír ḋúṫaiġ.

11. Oir is marso a deir an Tiġearna a ttaoḃ Shallum ṁic Iosiah Riġ Iúdah, noċ do ríoġaiḋ a náit Iosiah a aṫar, noċ do ċuaiḋ as a náitsi, ní ḟillfiḋ sé ann ní sa mó.

12. Acht do ġeba sé bás annsa náit a rugadar a láim é, agus ní ḟaicfiḋ sé an tírsi ní is mó.

† Lebhit. 19. 13. Deut. 24. 14, 15. Hab. 2. 9.

13. A ṁairg * don tí do ní foirgneaḋ a ṫiġe re héiccceart, agus a ṡeomraḋa lé héccóraiḃ; ġlacus seirbhis a ċomarsan gan túarustal, agus nać ttaḃair ḋó ar son a ṡáoṫair:

14. Noċ a deir, do ḋéanaa mé ḋam tiġ fairsing, agus seomraḋa leaṫna, agus ġearras fuinneoga amaċ ḋó, agus ċumdaiġios le sedar é, agus ṗinḋéalas é le Vermilion.

15. An mbia tú ad Riġ do ḃríġ go ccluḋaiġionn tú ṫú féin ann sedar? nać ar iṫ, agus nać ar iḃ haṫair? agus nach ḋearnaiḋ sé breiṫeamnus, agus ceart; annsin do báḋas go maiṫ aige?

16. Do riñe sé breiṫeamnus ar ċúis an boiċt, agus a neasbaiḋiġ, annsin do báḋas go maiṫ aige: nać ar bé so misi ḋaiṫniuġaḋ, a deir an Tiġearna?

17. Acht ní ḃfuilid do ṡúilesi nó do ċroiḋe, acht ar son do sainte féin, agus do ḋórtaḋ fola neimċiontaiġe, agus ċum sáruiġṫe, agus foiréigin do ḋéanam.

18. Uimesin is marso a deir an Tiġearna a ttaoḃ Iehoiacim ṁic Iosiah Riġ Iúdah, ní ċaóinfid siad é, uch a ḋearḃráṫair, nó uch a ḋearḃṡiur: ní ċaóinfid ar a ṡon, uċ a ṫiġearna, nó uċ a ġlóirsion.

19. Aḋlóċtar é le haḋlacaḋ asail ar na ṫarraing agus ar na ṫeilgion amaċ tar ġeataiḃ Ierusalem.

20. Imṫiġ súas go Lebanon, agus éiġ, agus tóig súas do ġuṫ ann Basan, agus comáir ó na slighṫib; óir do scriosadh háos gráḋa uile.

21. Do laḃair misi riot ann do ṡonus, acht a duḃairt tú, ní éistfiḋ mé; do bé so do ḃéasa ód óige, nać ar umhluiġ tú dom ġuṫ sa.

22. Iosaiḋ an ġáoṫ súas hiñbiorr uile, agus imeoċaid háos gráḋa a mbraiġḋionas; go deimin ansin biáiḋ tusa náireaċ, agus claoiḋte ar son huile ċiontaḋ.

23. O a áitreabach Lebanon, do ní do neaḋ a sédruiḃ, cioḋ a ġrásamla bias tú a nuáir ṫiucfas na doiġṫe ort, an pian amhail bean re níoḋnaiḃ?

24. Fa mar ṁairim a deir an Tiġearna, giḋ go mbiaḋ Coniah ṁac Iehoiacim Riġ Iúdah na ṡigneaḋ ar mo ḋeaslaim, ṫairis sin do ṫarreongaiñ as sin ṫú.

25. Agus do ḃéara mé ṫú a láim na muintire iarrus do bás, agus a láim na druinge a ḃfuil eagla a ngnúise ort, eadhon a láim Nebuchadnesar Riġ na Babilóine, agus a láim na cCaldéanach.

26. Agus teilgfiḋ mé amaċ ṫú, agus do ṁaṫair noċ do rug tú go tír oile nać innte rugaḋ ṫú, agus annsin do ġeaḃṫaói bás.

27. Acht ní ḟillfid siad ċum na tíre ionar mían léo filleaḋ.

28. An é an fearso Coniah an tioḋal briste tarcuisneach? an soiṫeaċ gan ḋúil ar biṫ ann é? cred as ar teilgeaḋh amaċ iad, é féin, agus a ṡlioċt, agus ar teilgeaḋ iad don tír nać aiṫnid ḋóiḃ.

29. O a ṫalaṁ, a ṫalaṁ, a ṫalaṁ, cluin briaṫra an Tiġearna.

30. Is marso a deir an Tiġearna, scriobaiḋsi an fearso gan claiñ, duine nać béara buaiḋ iona láeṫib; óir ní ḃuḋ deiġbirisiġ dáoineaċ dá ṡlioċt, ag suiġe ar ċaṫaóir Dháibi, agus ag riaġlugaḋ ní as mó ann Iúdah.

## CAIB. 23.

† Esech. 34. 2. AMhairg * do na haodhairibh sgriosas agus sgabus caoiriġ mhinbir, a deir an Tighearna.

2. Uimesin is marso a deir an Tighearna Dia Israel a naghaidh na naodhaireadh biathas mo phobal, do scababar mo ṫréad, agus do dibreabar sgaoad iad, agus nior fiosruigheabar iad; féuch, digeola misi orrthibhsi uile bur ngniomh, a deir an Tighearna.

3. Agus cruinneocha mé fuigioll mo ṫréda ás gach uile ṫir ann ar dibir mé iad, agus do bhéara mé a ris iad dá máinreaċaib, agus béid siolmhar, agus foirlionfuid siad.

† Caib. 3. 15. Esech. 34. 11. &c.
4. Agus cuirfe mé suas * áodhaireadh ós a ccionn, noch beaṫochus iad, agus ni béid eaglach ni sa mó, ni béid anbfann, agus ni biáidh easbhuidh orra, a deir an Tighearna.

5. Féuch, * tiucfaid na láete, a deir an Tighearna, iona ttóigfe mé do Dháibi beangán firéunta, agus rioghfidh Rig, agus bhéara sé buáidh, agus do dhéana sé breiṫeamhnus agus ceart annsa talamh.
* Caib. 33. 14, 15. Isa. 4. 2. & 40. 11. Dan. 9. 24. Eoin. 1. 45.

† Deut. 33. 28.
6. Táinteochtar Iúdah * iona láeṫibhsion, agus coimneochuidh Israel a ndóṫchus: agus isé so ainm re ngoirfighear é; an Tighearna ar bhfiréuntacht.

7. Agus ar a naḃbharsin † féuch, tiucfaid na láete, a deir an Tighearna, naċ aibeorruid siad ni sa mó, Maireadh an Tighearna noċ ṫug a nios clann Israel as ċrich na Hegipte:
† Jer. 16. 14, 15.

8. Acht mairidh an Tighearna, noċ ṫug a nios, agus do ṫreoruigh sliocht tighe Israel amach as an dtír ṫuáiġ, agus as gach uile ṫiorṫa ionar dibir mé iad, agus coimneochuid siad iona nduiṫċe féin.

9. Atá mo ċhroidhe ionnam a stigh briste, do bhriġ na bfáidh, criothnuigid mo ċnáma uile; is cosmhuil ré fear meisce mé, agus is cosmhuil ré fear noċ do ċlaoidhiġ fion mé; do bhrigh an Tighearna, ⁊ do bhriġ bhriaṫar a naomṫachta.

10. Oir atá an fearann lán dadhaltranaċaib; óir caoidhiġ an tir do bhriġ mionnadh: do tiormuigheadh sruas áit mhangusach a nfásaig, agus is olc a ccúrsa, agus ni ceart a neart.

11. Oir atá an fáiġ, agus an sagart araon neimhdhiadha, aseadh ann mo ṫiġ fuáir mé a neigceart, a deir an an Tighearna.

12. Ar a naḃbharsin biáidh a sliġe dóibh, amhuil sligṫe sleamhna annsa dorċadus: dibeorthar ar a nagaidh iad, agus tuitfid annsin; óir do bhéara misi olc orra, eadhon bliadhain a bfeuċana, a deir an Tighearna.

13. Agus do conairc mé amadánaċt a bfáiġib Shamária, do ṫairngireadar tre Bhaal, agus tugadar ar mo phobal Israel earráid do dhéanamh.

14. Do conairc mé fós a bfáiġibh Ierusalem ni adhfúaṫmhar, do nid adhaltranas, siubhluighid a mbréugaibh, neartuighid fós láma luċt na mighniomh, go nach bfilleann aonduine ó na olc: atáid uile damhsa amhuil * Sodom, agus a háitreabhṫuiġ amhuil Gomorrah. † Isa. 1. 9.

15. Uimesin is marso a deir Tighearna na slóġ a ttáobh na bfágh, féuch, beaṫoċa mé iad lé * murmónta, agus do bhéara mé orra uisge domhblais dól; óir do ċuáidh neimhdhiaghachas amaċ ó fáiġibh Ierusalem tres an dúṫaiġ uile. † Caib. 8. 14. & 9. 15.

16. Is marso a deir Tighearna na slógh, ná héistiġ re briaṫraibh na bfáġ ṫairngirios dibh: do nid siad diomaóin sibh, labhraid fis a ccroidhe féin, agus ni has béul an Tighearna.

17. A deirid siad * a ccomhnuidhe ris a ndiomdhuigh tarcuisnighios mé, a dubhairt an Tighearna, do gheabhṫaoi sioṫċáin; agus a deirid siad re gach aon dá siubhluighionn do réir smuaineadh a ċroidhe féin, ni tiucfuid olc ar biṫ orraibh. † Caib. 6. 14. & 8. 11. Esech. 13. 10. Sec. 10. 2.

18. Oir cia sé as a ccomhairle an Tighearna,

ghearna, agus do chonnairc, agus do chualaidh a bhriathar? cia chomharthaigh a bhriathar, agus do chualaidh í?

*Caib. 30. 23.* 19. Féuch, † do chuaidh gaoth ghuairdealach amach ón Tighearna a ndibhfeirg, eadhon gaoth gharbh ghuairdealach; tuitfidh si go doilghiosach ar cheann na ndrochdhaoine.

*Caib. 30. 24.* 20. Ni † fillfidh fearg an Tighearna nó go ccríochnuighidh sé, agus go ccoimhlionaidh sé smuaintighthe a chroidhe: measfaidhe-si sin go diongmhalta annsna laethibh déighionacha.

*Caib. 14. 14. & 27. 15.* 21. Ni † misi do chuir na fáighe-si uáim, gidheadh do rithiodar: níor labhair mé riu, gidheadh do tairrnghireadar.

22. Acht dá seasaidís ann mo chomhairlesi, agus go ttiubhraidís ar mo dhaoinibh mo bhriathra d'éisteacht, annsin d'fhillfedís iad ó na ndroichshlighe, agus ó olc a ngníomh.

23. An Dia a ngar misi, a deir an Tighearna, agus nach Dia mé a bhfad uáit?

*Psal. 139. 7, &c. Amos 9. 2, 3.* 24. An bhféadann † aondhuine é féin d'folach a náitibh uaigneacha, nach bhfaicfidh misi é, a deir an Tighearna? nach líonmsa neamh agus talamh, a deir an Tighearna?

25. Do chuala mé cred a dubhradar na fáighe, noch thairrnghirios bréaga ann mainmsi, gha rádh, d'airsling mé, d'airsling mé.

26. Ga fad bias so a gcroidhthibh na bhfáidh tairrnghirios bréaga? a sead, atáid na bhfáighibh ceilge a ccroidhe féin;

*Breith. 3. 7. & 8. 33.* 27. Noch saoilear a thabhairt ar mo phobal mainm do † dhearmad le na naislingtibh, noch innsios gach aondhuine dá chomharsoin, amhail do dhearmadar a naithre mainm ar son Bhaal.

28. An fáigh agá mbí aisling, innseadh aisling; agus an té agá bhfuil mfocalsa, labhradh sé mo bhriathar go firinneach: cred é buáin na cátha ris an cruithneacht, a deir an Tighearna?

29. Nach bhfuil mo bhriathar-sa cosmhuil re teine, a deir an Tighearna: agus cosmhuil ré hord bhrisios an charraig na bloidhibh?

*Deut. 18. 20. Caib. 14. 14, 15.* 30. Uimesin † féuch, a deir an Tighearna, atáimsi a naghaidh na bhfáidh ghadas mo bhriathra gach aon díobh ó na chomharsoin.

31. Féuch, atáim a naghaidh na bhfáidh, a deir an Tighearna; bhláthuighios a tteanga, agus a deir, a dubhairt sé.

32. Féuch, atáim a naghaidh na druinge thairrnghirios brionglóide bréagacha, a deir an Tighearna, agus innsios iad, agus do beir ar mo phobal seachránughadh le na mbréagaibh; agus ni misi do chuir uáim iad, nó d'aithin díobh: ar a nadhbharsin ni thairbheochaidh siad don phobalso ar chor, a deir an Tighearna.

33. Agus a nuáir fhiafroches an pobalso, nó fáigh, nó sagart díotsa, gha rádh, cred é úalach an Tighearna? abair tú riu annsin, cred an túalach? eadhon tréigfidh mé sibhse, a deir an Tighearna.

34. Agus ar son a nfágha, 7 an tsagairt, 7 an pobail a déarus, úalach an Tighearna, cúirteocha mé an fearsin, agus a thigh.

35. Is marso a déarthaoisi gach uile dhuine re na chomharsoin, 7 gach aon re na dhearbhrathair, cred do fhreagair an Tighearna, 7 cred a dubhairt an Tighearna?

36. Agus ni thiucfaidhe tar úalach an Tighearna ni sa mó; óir budh ualach do gach aondhuine a focal féin: óir do chláonabhair briathra an Dé bhí, Tighearna na slógh, ar Ndiaine.

37. Is marso a déara tú ris an bhfáigh, cred do fhreagair an Tighearna ort? agus cred do labhair an Tighearna?

38. Acht ó dearthaoise, úalach an Tighearna, uimesin is marso, a deir an Tighearna, do bhrigh go nabartaoi an focalso, ualach an Tighearna, agus gur chuir misi sios chugaibh, gha rádh; ni aibeorthaoi, ualach an Tighearna:

39. Ar a nadhbharsin féuch, misi, 7 dearmada mé sibh thríd amach, agus tréigfidh mé sibh, 7 an chathair tug mé dhaoibh féin agus dá bhur naithribh, agus teilgfid

fid mé amach as mo láthair sibh.

40. Agus do bhéar mé sgannal * siorruidhe oruibh, agus náire siothbhúan nach deanmodthar.

*Caib.20.11.

## CAIB. 24.

DO thaisbéin an Tighearna dhamhsa, agus féuch, do cuireadh dhá chliabh figeadh ar coimhe teampuill an Tighearna, a ndiaigh Nebuchad-nessar Righ na Babilóine do bhreith Ieconiah mic Iehoiacim Righ Iúdah leis a láim, agus prionnsadha Iúdah maille ris na sáoruibh, agus leis na gaibnibh ó Ierusalem, agus rug leis don Bhabilóin iad.

†2.Righ.24.12. †2.Cro.36.10.

2. Do bhádar figeadha maithe a ccliabh dhíob, eadhon cosmhuil ris na figibh bhíos abuidh ar tús, agus an cliabh oile iona rabhadar figeadha ro olca, nach ar bhféidir dhithe air a nolcus.

3. Ann sin a dubhairt an Tighearna riomsa, cred do chí tú, a Ieremiah? agus a dubhairt misi, figeadha: na figeadha maithe, ro maithe, agus na droichfigeadha ro olca, nach éidir dhithe air a nolcus.

4. Tháinic a ris briathar an Tighearna chugam, dha rádh,

5. Is marso a deir an Tighearna Dia Israel: amhuil na figeadh maithesi, is marsin aideomhus misi an luchd rugadh ar siubhal a láim do Iúdah, noch do chuir mé amach as a náitsi go tir na Cealdéanach ar maith riu.

6. Oir cuirfidh mé mo shúile orra ar maith, agus do bhéara mé don dúthaigsi a rís iad, agus cuirfidh mé súas iad, agus ni thairneonga mé sios iad; agus plandeocha mé iad, agus ni thairneonga mé anios iad.

7. Agus do bhéara mé * croidhe dhóibh dom aithniughadh gur mé an Tighearna, agus beidh na bpobal agamsa, agus biaidh misi am * Dhia acasan: óir fillfid siad chugam maille re na nuile chroidhe.

*Caib.30.22 & 31.33. & 32.38.

8. Agus amhuil na * droichfigeadh nach féidir dhithe air a nolcus: (go deimhin is marso a deir an Tighearna) is amhlaidh sin sgéoidhus mé Sedeciah Righ Iúdah, agus a prionnsadha, agus an chuid oile do Ierusalem atá dfuighioll ann sa tirsi, agus an drong chomhnuighios a gcrich na Hégipte.

†Caib.22.17.

9. Agus sgéoidhfidh mé iad chum * a náthrughadh go huile rioghachtaibh na talmhan chum a ndochair, dhá mbeith na sgannail agus na seanfocal, na magadh agus na mallughadh ann sna huile áitibh a ndibeora mé iad.

†Deut.28.37. Caib.15.4.

10. Agus cuirfidh mé an cloidheamh, an gorta, agus an pláigh iona measc, nó go sgriosthar iad as an ttalamh thug mé dhóibh féin agus dha naithribh.

## CAIB. 25.

AN briathar noch tháinic go Ieremiah a ttaobh pobail Iúdah uile ann sa ceathramhadh bliadhain do Iehoiacim mac Iosiah Righ Iúdah, ba hi sin an chéidbliadhain do Nebuchadnessar Righ na Babilóine:

2. Noch do labhair an fáidh Ieremiah re pobal Iúdah uile, agus re muintir Ierusalem uile, gha rádh;

3. On treas bliadhain déug do Iosiah mac Amon Righ Iúdah, eadhon go nuige an lásá (sé sin an treas bliadhan fichiod) tháinic focal an Tighearna chugamsa, agus do labhair mé ribhsi, ag mochéirghe agus ag labhairt, achd nior éisteabhair.

4. Agus do chuir an Tighearna chugaibh a uile sheirbhisigh na fáidhe, ag éirghe * go moch agus dha ccur úadh,

Caib.29.19.

aċt níor éisteaḃsaḋ, ní mó do ċlaonabsaḋ bur ccluás do ċloisdion.
† 2 Riogh. 17. 13. Caib. 18. 11. & 35. 15. Jonah. 3. 8. 5. A dubhradarsan, * Pilliḋsi anois gaċ áon aguiḃ ó na droichṡlighe, agus ó olc bur ngníoṁ, agus áitreabaiḋ anns a tír tug an Tiġerna dóiḃ féin agus dá bur naiṫriḃ go saoġal na saoġal.
6. Agus ná himṫiġiḋ a ndiáiġ dée oile d'foġnam dóiḃ, ⁊ dá naḋradh, agus ná brostuiġiḋe misi ċum feirge lé hoibreachaiḃ bur láim, agus ní ḋéana mé doċar ar biṫ diḃ.
7. Giḋeaḋ, níor éisteaḃsaḋ riom, a deir an Tiġerna, ċor go ccoirreoċadh sibh mé ċum feirge lé hoibreaċaiḃ bur láim, ċum bur ndoċair féin.
8. Uimesin is marso a deir Tiġherna na slógh, do bríġh nár éisteaḃsaḋ mo ḃriaṫra,
9. Féuċ, cuirfiodh mé uáim, agus glacfa mé muinntera an tuáisceirt uile, a deir an Tiġerna, agus Nebuchadnessar Riġ na Babilóine mo ṡeirbíseach, agus do ḃéara mé a naghaidh na tíre so iad, agus a naghaidh a háitreabṫaċ, agus a naghaidh na ccineadhaċ so uile timcioll na ccuáirt: agus sgriosfaidh mé trid amaċ iad, agus do ḃéana mé uaṫbhás díoḃ, agus ṡíġe, agus fásach síorruiḋe.
10. Tuilleadh oile, do ḃéara mé uatha [illegible]
* Caib. 7. 34. & 16. 9. & 25. 10. Apoc. 26. 13. [illegible] 2. 11. an ḟoġar súgach, agus * guth na lúaṫghára, guth an ḟir nuaḋpósta, agus guṫ na mná nuaḋpósta, foġmán na mbrón muilinn, agus solus na coinnle.
11. Agus biáidh an talamhso uile na ḟásach, agus na uaṫbhás; agus foigheonaid na cineaḋaċa do Riġ na Babilóine seaċtmoġad bliadan.
2 Croin. 36. 22. Ezra. 1. 1. Caib. 29. 10. Dan. 9. 2. 12. Agus tiucfaiḋ a ccrioċ a nuáir comhlíontar * seaċtmoġad bliadan, do ḃéara mé cuairt ar Riġ na Babilóine agus ar an ccineadhso, a deir an Tiġerna, do bríġh a neigceirt, agus ar dúṫaigh na Ccaildéanach, agus do ḃéana mé fásaċ síoṫbhuan díoḃ.
13. Agus do ḃéara mé ar an ttalamhsin muile briaṫra, noċ do laḃair mé na naghaidh, eadhon a nuile ní dá bfuil sgríoḃṫa anns a leaḃarso, noċ do ṫairngir Ieremiah a naghaidh na ccineadhach uile.
14. Oir foiġeonaid mórán cineaḋaċ, agus Righṫe móra * dóiḃ féin dioḃsan mar an ccéadna: agus cuiteoċaid riu do réir a ngníoṁ, agus do réir oibreaċ a láim féin. † Caib. 27. 7.
15. Oir is marso a deir an Tiġerna Dia Israel riomsa, glac cupán fíona na * díbfeirgese as mo láim, agus taḃair ar na huile ċineaḋ, gus a ccuirfe misi ṫú, ól de. † Isa. 51. 17. Psal. 75. 8. Job. 21. 20.
16. Agus ioḃaid é, agus coirreoċṫar iad, agus béid ar buile, do bríġh an ċloiḋim ċuirfios mé iona measg.
17. Annsin do glac misi an cupán as láim an Tiġerna, agus tug mé ar na cineaḋaċaiḃ uile a ól, ċum ar ċuir an Tiġerna mé.
18. Mar atá Ierusalem, agus cathraċa Iúdah, agus a Riġṫesin, agus a priońsaiḋe, do ḋéanam fásaigh díoḃ, agus uaṫbháis, agus magaidh, agus mallaiġṫe mar atá a niugh. † Psal. 3. 16. [illegible] 1. 2.
19. Phárao Righ na hÉgipte, agus a ṡeirbísigh, agus a phrionsaḋa, agus a ḋaoine uile,
20. Agus na daoine cumaisg uile, agus uile Riġṫe ṫíre Us, agus uile Riġṫe ṫíre na bPhilistinneaċ, agus Ascelon, agus Assah, agus Ecron, agus fuiġioll Asdod,
21. Edom, * agus * Moab, agus clann * Ammon, * Caib. 49. 7. &c. † Caib. 48. † Caib. 49. 1.
22. Agus uile Riġṫe * Tíor, agus uile Righṫe Sidon, agus Rigṫhe na noileán, noch atá taoḃh thall * dfairge, * Caib. 47. 4. † Caib. 49. 23.
23. * Dedan, agus Tema, agus Bus, agus gach a bfuil anns na cornaiḃ is faide amach, † Caib. 42, 28.
24. Agus uile Riġṫe na hArabia, agus uile Riġṫe na muintire * cumuisgṫe áitreabus anns a díoṫraḃ, † Caib. 49. 31.
25. Agus uile Riġṫe Simri, agus uile Riġṫe * Elam, agus uile Riġṫe na Mediánaċ, † Caib. 49. 34.
26. Agus

26. Agus uile Righthe an tuaisceirt a gcéin agus a bfogus, ó són go chéile, agus uile ríoghachta an domhain, noch atá ar ghnúis na talmhan; agus iobhaidh Righ Sesach na ndiaigh so.

27. Ar a nadhbharsin a déarfa tú riu, is mar so a deir Tighearna na slógh Dia Israel, ibhidh, agus bithi ar meisce, agus sceithidh, agus tuitidh, agus na héirghidhe ní as mó do bhrígh an chloidhimh chuirfeas mé bur measc.

28. Agus is amhluidh bias, má dhiultaid an cupán do ghlacadh as do láimh dá ól, ansin a déarfa tú riu, is marso a deir Tighearna na slógh, go deimhin iobhthaoidhse.

29. Oir féuch, tosuighimse ar olc do thabhairt ar an * ccathraigh, noch goirthear an ainm, agus an mbia sibhsi go hiomlán gan smachtughadh? ní beithi gan smachtughadh, óir goirfiodsa ar chloidhiomh chum uile áitreabhthach na talmhan, a deir Tighearna na slógh. †1Pead.4.17.

30. Ar a nadhbharsin tairngir thusa na naghaidh na briathrasa uile, agus abair riu, * nuallfaidh an Tighearna ó nárd, 7 laibheóraidh sé ó na áitreabh náomhtha, béicfidh sé go cumhachtach ar a áit chomhnuidhe, agus do bhéara sé gáir amhuil an drong bhruighios na grápadha a naghaidh uile áitreabhthach na talmhan. †Ioel.3.16. Amos.1.2.

31. Tiucfaidh tormán go himlibh na talmhan; óir atá imreasan ag an Tighearna ris na cineadhachaibh; taigeoraidh séisin a nuile fheóil, do bhéara sé an dream atá go holc don chloidheamh, a deir an Tighearna.

32. Is marso a deir Tighearna an slógh, féuch racaidh olc amach ó chineadh go cineadh, agus tóigfighear gáoth mhór súas ó imlibh na talmhan.

33. Agus beidh marbh an Tighearna an lá sin ó chorr don talamh go nuige an corr oile don talamh: * ní cháoinfighear iad, ní chruinneochthar iad, ní mó adhlaicthear iad, beid na naoilech ar an ttalamh. †Caib.16.4.

34. * Nuallaidhsi a thréaduighe na ccáorach, 7 éighidh, agus unfaighthighe sibh féin a luaithreadh a dhrong is príomhsiollta don tréud: óir do coimhlíonadh láethe bur náir 7 bur nionnsaoighthe, agus tuitfidhe amhuil soitheach doilghiomhuil. †Caib.4.8.

35. Agus ní biáidh conair teithme ar bith ag na háodhairibh cáorach, nó ag an ccuid is fearr do na tréaduighibh ar dul as.

36. Cluinfighear nuáill éighim an tréuduighe, agus gubha thoghadh an tréuda: óir do mhill an Tighearna a ninnbhior.

37. Agus atáid na háite comhnuidhe siothchánta ar na ngearradh sios, tré fheirg fhíochmhair an Tighearna.

38. Do thréig sé a dhíon amhuil an leomhan; óir atá a ttír uaignech, tré dhibhfeirg an mhilltéora, agus tré a fheirg fhíochmhairsion.

CAIB. 26.

An ttosach ríoghachta Iehoiacim mic Iosiah Righ Iúdah, tháinic an briathar so ón Tighearna, gha rádh;

2. Is marso a deir an Tighearna, seas a ccúirt thighe an Tighearna, agus labhair re huile chaithreachaibh Iúdah, noch thig go tigh an Tighearna dadhradh, na huile bhriathra aitheonus misi dhíot do labhairt riu; * ná laghduigh áon fhocal. †Gniomh.20 27.

3. Má éistid siad riot, agus go bfillfid gach áonduine ó na dhroichshlighe, chor go mbia * aithreachus orumsa fa nolc do thionnsgain mé do dhéanamh orra, tré olcus a ngníomh. †Caib.18.8.

4. Agus a déarfa tú riu, is marso a deir an Tighearna, muna numhluighthi damhsa do shiubhal ann mo dhligheadh, noch do chuir mé romhaibh,

5. Déisteacht re briathraibh mo sheirbhiseach, na fáidhe noch do chuir mé chugaibh aráon ag éirghe ar maidin, agus dá ccur uáim, acht níor éisteabhair.

6. Annsin

† 1 Sam 4.13 Caib.7.12. 13. Psal.98.60.

6. Annsin do ḋéana misi an tiġse
cosṁuil ré * Siloh, agus do ḋéana mé an
ċaṫairsi na malluġaḋ do ḋuile ċineaḋaċaiḃ
na talṁan.
7. Mar sin do ċualadar na sa-
gairt agus na fáiġe, agus an pobal
uile Ieremiah ag ráḋ na mbriaṫarso
a ttiġ an Tiġearna.
8. Anois tárla a nuáir do ċrioch-
nuiġ Ieremiah do laḃairt ar a nuile ní
dar aiṫin an Tiġearna ḋe do ráḋ ris an
bpobal uile, gur ġlacadar na sagairt,
7 na fáiġe 7 an pobal uile é, ġa ráḋ,
go deimin caillfiġear ċum báis tú.
9. Cred fár ṫairngir tú a nainm an
Tighearna, ġa ráḋh, biáiḋ an tiġso
cosṁuil re Siloh, agus biáiḋ an ċaṫair-
si uáignea gan áiṫreaḃṫaċ? agus do
ċruinniġ an pobal uile a naġaiḋ Ieremi-
ah a ttiġ an Tighearna.
10. A nuáir do ċualadar prionn-
saḋa Iúdah na neiṫesi, annsin ṫanga-
dar suas ó ṫiġ an Righ go tigh an
Tighearna, 7 do ṡuiġhedar síos a ndul
a steaċ an ġheata nuáiḋ tiġe an Tiġearna.
11. Ann sin do labradar na sa-
gairt, agus na fáiġe ris na prionnsa-
ḋaiḃ, agus ris an bpobal uile, ġa ráḋ,
atá breiṫeamnus báis ar an bfearso:
óir do ṫairnghir sé a naġaiḋ na cai-
ṫreaċso, mar do ċualabhar lé bur cclúa-
saiḃ.
12. Annsin do laḃair Ieremiah ris na
prionnsaiḋiḃ uile, agus ris an bpobal,
ag ráḋ, do ċuir an Tighearna misi
dfáiġeadóireaċt a naghaiḋ an tighe se,
agus a naġaiḋ na caiṫreachso, na
huile briaṫra do ċualabhar.
13. Uime sin a nois * leasuiġhiḋ
bur slighṫe, agus bur ngníoma, agus
umhluiġiḋ do ġuṫ an Tiġearna bur Ndia,
agus biáiḋ * aiṫreaċus ar an Tiġear-
na ó nolc dfúaguir sé bur naġaiḋ.

† Caib.7.3. ‡ Ran. 19.

14 Ar mo sonsa, féuch, atáim
ann bur láim, déanuiḋ riom mar is feárr, 7
mar is iomċubaiḋ do ċitior ḋiḃ.
15. Aċt biodh a fios aguiḃ go deiṁ-
in, má ċuirṫi misi ċum báis, go ttiubar-
ṫaói go deimin fuil neimċiontach oruiḃ
féin 7 ar an ccaṫraiġsi, agus ar a hái-
treaḃṫaċaiḃ: óir go firinneaċ do ċuir an
Tiġearna misi ċugaiḃ do laḃairt na mbri-
aṫarso uile ann bur ccluasaiḃ.
16. Annsin a dubradar na prionnsa-
ḋa, agus an pobal uile ris na sagar-
tuiḃ agus ris na fáiġiḃ, ni ċóir an
fearso do ċur ċum báis, óir do laḃair sé
rinn a nainm an Tiġearna ar Ndia.
17. Ann sin d'éiriġ suas cuid do
ṡeanóiriḃ na tíre, 7 do laḃradar re
huile oireaċtus an poḃail, ġa ráḋ,
18. * Do ṫairngir Micah an Mo- ‡ Mic.1.1.
raisteaċ a laeṫiḃ Hesechiah Riġ Iúdah,
agus do laḃair sé ré muintir Iúdah uile,
ġa ráḋ, * is marso a deir Tiġearna na ‡ Mic.3.12.
slóġ, treaḃṫaċar Sion amhuil maċaire, 7 do
ḋéantar cairn do Ierusalem, agus sli-
aḃ an tiġe, mar áitiḃ árda na forḋoise.
19. Ar ċuir Hesechiah Riġ Iúdah,
agus Iúdah uile ċum báis ar aonċor é?
nać raiḃ eagla an Tighearna air? 7 nach
ar iarr sé an Tiġearna, agus nach ar
baiṫreaċ leis an Tiġearna an tolc
dfúaguir sé na naġaiḋ? marso do ḋé-
namaoisne olc mór a naġaiḋar nanman.
20. Agus do bí fós óglaċ do ṫair- ‡ Dan.4.1? 35.
ngir a nainm an Tiġearna, Uriah mac
Semaiah, do Chiriat-iearim, noċ do ṫair-
ngir anaġaiḋ na caiṫreaċso 7 a naghaiḋ
na tíreso do réir uile briaṫra Ieremiah.
21. Agus a nuáir do ċualaiḋ Ieho- * Caib 25.? &43 10.
iacim an Riġ maille re na ḋaóiniḃ
cumaċtaċa uile agus na prionnsaḋa
uile, a briaṫra, diarr an Riġ a
ċur ċum báis: agus an tan do ċualaiḋ
Uriah sin do ḃí sé eaglaċ, agus do
ṫeiṫ sé, agus do ċuáiḋ sé don Négipt.
22. Agus do ċuir Iehoiacim an Riġ
daóine don Négipt Elnatan mac Acbor,
7 daóine áirigh maille leis don Négipt.
23. Agus tugadar Uriah amaċ
as an Négipt, agus rugadar go Ie-
hoiacim an Riġ é, noċ do ṁarḃ leis an
ccloiḋeaṁ é, agus do ṫeilg a ċorp marḃ
a nuáiġiḃ na ndaóine gcoiċtċionn.
24. Thair sin do bí láṁ Ahicam mic
Sapan ré Ieremiah go naċ ttiubraidís
é a láim an pobail dá ċur ċum báis.

## CAIB. 27.



Ttosach ríoghachta Ieheoiacim
mic Iosiah Righ Iúdah, tái-
nic an focalso go Ieremiah
ón Ttighearna, gá rádh,
2. Is marso a deir an Tighearna
riomsa, déan dhuit féin cuibhrech a-
gus cuingleach, agus cuir ar do mhuinél
iad.
3. Agus cuir iad, go Righ Edom
agus go Righ Moab, agus go Righ
na Namoniteach, agus go Righ Tíor,
agus go Righ Sidon lé láimh na tteach-
ta thiucfas go Hierusalem go Se-
deciah Righ Iúdah.
4. Agus aithin dhíobh a rádh ré na
maighistribh, is marso a deir Tigh-
earna na slogh Dia Israel, is marso
a déartaoi ré bhur maighistribh.
5. Do rinne mé an talamh, an duine,
agus an beathach atá ar an ttalamh
lem mhórchumhacht, agus lém láimh * sín-
* Dan. 4. 17. 25. te amach, agus thug mé é don tí do
chonnchas iomchubhaidh dhamh.
6. Agus anois thug mé na fearainn-
si uile a láimh Nebuchadnesar Righ
* Caib. 25. 9. na Babilóine * mo sheirbhíseach, agus thug
& 43. 10. mé dhó fós beathaighe an mhachaire dfogh-
nam dhó.
7. Agus foighneoraidh na huile chine-
dhacha dhó, agus da mhacaibh, agus do
mhacaibh a mhac, nó go tti am
chinnte a thíre: agus ansin do dhéanaid
mórán cinedhach, agus Righte móra
sesion foghnamh dhóibh.
8. Agus tiucfaidh a cceann gidh bé
cinedh ná ríoghacht nach bfoighneoraidh
do Nabuchadnesar chonaisin Righ na
Babilóine, agus nach ccuirfe a mhuinéil
fa chuing Righ na Babilóine, smaich-
teocha misi an cinedhsin, a deir an
Tighearna, leis an ccloidheamh, agus
leis an ngorta, agus leis an bpláigh,
nó go sgriosa mé iad le na láimh-
sion.
9. Uimesin ná héistighsi ré bhur
bfáighibh, nó ré bhur bfáistinigheachaibh, nó
ré bhur naislingtheachaibh, nó ré bhur
ndraoithibh, nó ré bhur ngeasadóiribh,
labhrus ribh gá rádh, ní foighneonthaoi
do Righ na Babilóine:
10. Oir is fáidheadóireacht bhréige
do nid dhíbh, dá bhur náthairrughadh a
bfad ó bhur ndúthaigh, agus go ndí-
beorthaoisi amach sibh, agus go racadh
sibh a mugha.
11. Acht na cinedhacha do bheir a
muinéil fá chuing Righ na Babilóine, a-
gus seirbhís do dhéanamh dhó, léigfidh
mé dhóibh sin fuirech a ccomhnaidhe ann a
ttír féin, a deir an Tighearna: agus
saothrochaidh é, agus coimneochaidh ann.
12. Do labhair mé fós ré Sedeciah
Righ Iúdah do réir na mbriathairso
uile, gá rádh, tugaidh bhur muinéil fa
chuing Righ na Babilóine, agus ornidh
dhó, agus da mhuintir, agus mairidh.
13. Cred as a ngeabhadh sibh, thú
féin, agus do mhuintir leis an ccloi-
dheamh, leis an ngorta, agus leis an
bpláigh, mar do labhair an Tighearna a
naghaidh an chinidh nach oirfidh do Righ
na Babilóine?
14. Air a nadhbharsin ná héistigh
re briathraibh na bfágh, a deir ribh, gha
rádh, ní oirfidhe do Righ na Babi-
lóine; óir is * fáigheadóireacht bhréige * Caib. 14.
do nid dhíbh. 14. & 23. 21.
15. Oir ní misi do chuir uaim iad, & 29. 8.
a deir an Tighearna, gidheadh tairnghirid
siad bréag ann mainm, chor go ndíbeor-
thainn sibh amach, go racadh sibh a mu-
gha, sibh féin, agus na fáighe tairn-
ghirios dhibh.
16. Do labhair mé fós ris na sa-
gartaibh agus ris an bpobalso uile,
gha rádh, is marso a deir an Tigh-
earna, ná héistigh ré briathra bhur
bfágh fáistines dhíbh, gha rádh, féuch,
fillfid soighthidhe tighe an Ti-
ghearna a nois go goirid ón Bhabi-
lóin; óir tairnghirid bréag dhíbh.
17. Ná héistigh riu, foghnaighidh
do Righ na Babilóine, agus beithi
beó: cred as a bfuiceadh an chathairse
na báin?
18. Acht más fáighe iad, agus
má

má atá briaṫar an Tiġerna léo, dénaidís anois guiḋe cum Tiġerna na slóġ, chor nach ttiaġaid na soiġtiḋe do fáġbaḋ a ttiġ an Tiġerna, agus a ttiġ Riġ Iúdah, agus an Ierusalem don Bhabilóin.

19. Oir is marso a deir Tiġerna na slóġ, a ttaoḃ na bpiléur, agus a ttaoḃ na fairge, agus a ttaoḃ na bfulaingeḋ, agus a ttaoḃ fuighill na soiṫech ofan ansa caṫraigh so,

20. Nach rug Nebuchadnessar Riġ na Babilóine leis a nuáir rug sé † Ieconiah mac Iehoiacim Riġ Iúdah a láiṁ leis ó Ierusalem don Bhabilóin, agus uáisle Iúdah, agus Ierusalem:

† 2 Riogh. 24. 14. 15.

21. Ages, is marso a deir Tiġerna na slóġ, Dia Israel, a ttaoḃ na soiṫech do fáġbaḋ a ttiġ an Tiġerna, agus a ttiġ Riġ Iúdah, agus Ierusalem.

22. Béarṫar don † Bhabilóin iad, agus béid ansin nó go ttiġe an lá fa racha misi da † bfaicsin, ar deir an Tiġerna: ansin do béra misi a nios iad, agus aiseoguḋ mé don náitsi iad.

† 2 Riogh. 25. 13. 2 Croin. 36. 18. * 2 Croin. 36. 22. Caib. 29. 10.

## CAIB. 28.


Agus tárla an bliaḋain chédna a ttosach rioġachta Shedeciah Riġ Iúdah ansa cheṫramaḋ bliaḋain, agus ansa chuigeḋ mí, gur laḃair Hananiah mac Azur an fáig noch do bí do Ghibeon riomsa a ttiġ an Tiġerna a laṫair na sagart, agus an ṗobail uile, ga ráḋ,

2. Is marso labhrus Dia na slóġ Dia Israel, ga ráḋ, do bris mé cuing Riġ na Babilóine.

3. Taoḃ a stiġ do dá bliaḋain iomlána do béra mé lion a ris chon náitse uile soiṫiġe tiġe an Tiġerna rug Nebuchadnessar Riġ na Babilóine leis as a náitse, agus diomchuir sé don Bhabilóin.

4. Agus do béra mé a ris don náitse Ieconiah mac Iehoiacim Riġ Iúdah maille re uile braiġdiḃ Iúdah do chuáiḋ don Bhabilóin, a deir an Tiġerna; óir brisfiḋ misi cuing Riġ na Babilóine.

5. Ansin a dubhairt an fáigh Ieremiah ris an bfáigh Hananiah, a bfiaghnuise na sagart, agus a bfiaghnuise an ṗobail uile do ṡesaṁ a ttigh an Tighearna,

6. Eadhon a dubhairt an fáigh Ieremiah, Amen, go ndéarna Dia sin, go ccoimlíona an Tighearna do bhriaṫrasa, noch a dubhairt tú, do ṫabhairt soiṫiḋe ṫiġe an Tighearna ar ais, agus a nuile daoine dá rugaḋ a láim don Bhabilóin, don náitsi.

7. Thairis sin éist anois an focalso a déara misi an do chluásaiḃ, agus a ccluásaiḃ an ṗobail uile.

8. Do ṫánghiodar na fáighe do bí romamsa, agus romadsa a nallód ar aon a naghaiḋ mórain tíorṫa, agus a naghaiḋ rioghachta móra ar chogaḋ, agus ar olc, agus ar pláigh.

9. An fáigh ṫairnghirios síoṫcháin a nuair ṫiucfas briaṫra a nfáigh a gcrich, ansin aiṫeontar an fáigh gur bé an Tighearna dá rinnibh do chur uaḋ é.

10. Ann sin do ṫóig an fáigh Hananiah an * chuing do mhuinél a nfáigh Ieremiah, agus do bris sé í.

11. Agus do laḃair Hananiah a bfiaḋnuisi an ṗobail uile, gha ráḋh, is marso a deir an Tighearna, eadhon marso brisfios mé cuing Nebuchadnessar Righ na Babilóine ó mhuinéul na nuile chineḋach taoḃ a stigh do spás dá bliaḋan iomlán: agus d'imṫigh an fáigh Ieremiah roime.

12. Ann sin ṫáinic briaṫar an Tighearna chum Ieremiah an fáigh (tar éis Hananiah an fáigh do brisedh chuinge

chuige a bhfághadh a nfáigh Ieremiah) gha rádh,

13. Imthigh, agus innis do Hananiah, dá rádh, is marso a deir an Tighearna, do bhris tú na cuibhrighe maide, acht do dhéana tú cuibhrighe iaruinn ar a son.

14. Oir is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel, do chuir mé cuing iaruinn ar mhuinel na gcinedhacso uile, chor go ndéinid do Nebuchadnessar Righ na Babilóine, agus foighenaid dó, agus fós tug mé beathaigh an mhagha dhó.

15. Annsin a dubhairt an fáigh Ieremiah ré Hananiah an fáigh, éist anois a Hananiah, ni hé an Tighearna do chuir uadh tú, acht do bheir tú ar an bpobal so dóthchusughadh a mbréig.

† Deut. 13. 5. Caib. 29. 32.

16. Uime sin is marso a deir an Tighearna, féuch, teilgfidh mé thusa do ghnúis na talman: éugfaidh tú ansa mbliadhainsi, do bhrigh gur mhúin tú * ceannairc a naghaidh an Tighearna.

17. Mar sin déug Hananiah an fáigh an bliadhain chédna, annsa seachtmhadh mí.

## CAIB. 29.

ANOIS asiad so briathra na litre do chuir Ieremiah an fáigh ó Ierusalem chum na coda oile do na seanóiribh noch rugadh a láimh, agus chum na sagart, agus chum na bfáidh, agus chum an pobail uile, rug Nebuchadnessar leis a láimh ó Ierusalem don Bhabilóin.

†† Riogh. 24. 12, &c.

2. (Tar éis * Ieconiah an Righ, an bhainrioghan, agus na seomradóiridh, prionnsadha Iúdah agus Ierusalem, agus na sáoir, agus na ngabhann dimthighthe as Ierusalem.)

3. Le láimh Elasah mic Saphan, agus Ghemariah mic Hilciah, noch do chuir Sedeciah Righ Iúdah don Bhabilóin go Nebuchadnessar Righ na Babilóine, ga rádh,

4. Is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel ris a nuile dhaoine rugadh ar siubhal a láimh, noch tug misi fa dhéanamh do bhreith ar siubhal ó Ierusalem don bhabilóin.

5. Déanaidhsi tighthe, agus comhnuighidh ionnta, agus planndaighidh gáirdine, agus ithidh a dtoradh.

6. Tugaidh mná, agus geinidh mic agus ingheana, agus tugaidh mná dá bhur macaibh, agus tugaidh bhur ningheana dfearaibh, chor go mbeiridís mic agus ingheana, chor go siolfaidhe annsin, agus nach laighdeochthaoi.

7. Agus iarraidh siothcháin na caithreach chum a ttug misi fa dhéanamh bhur mbreith a láimh, agus guidhidh chum an Tighearna ar a son: óir iona siothcháinsion do gheabhthaoisi siothcháin.

8. Oir is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel, ná * mealladh bhur bfáidhe sibh agus bhur ndraoithe noch atá ann bhur lár, agus ná héistidhe ré bhur naislingibh noch do bheirthaoi fá dhéanamh dfaicsin.

* Caib. 14. 14. & 23. 21. & 27. 15.

9. Oir tairngirid go bréagach dhíbh ann mainmsi: ni mé do chuir uaim iad, a deir an Tighearna.

10. Oir is marso a deir an Tighearna, * tar éis seachtmoghad bliadhan do chomhlionadh san Mbabilóin, tiucfa mé ar cuáirt chugaibh, agus coimhlionfa mé mfocal maith dhíbh ag tabhairt oraibh filleadh don náitse.

* 2 Croin. 36. 22. Ezra 1. 1. Caib. 25. 12. & 27. 22. Dan 9. 2.

11. Oir atá fios na smuáintighedh smuáinim dá bhur ttáobh agum, a deir an Tighearna, smuaintighthe siothchána, agus ni uilc, do thabhairt críche agus dóthchus dhíbh.

12. Annsin goirfidhe * orumsa, agus raghfaidhe, agus guidhfidhe chugamsa, agus éistfidh mé ribh.

† Dan. 9. 3.

13. Agus iarrfaidhe mé, agus do gheabhthaoi mé, a nuáir sirfidhe dom iarraidh maille ré bhur nuile chroidhe.

14. Agus biáidh misi ar fagháil
agaibh, a deir an Tighearna, agus fill-
fidh mé ar ais bhur ndaóirsi, agus cru-
inneocha mé sibh ó na huile chinedh, agus
as gach uile áit ionar dibir mé sibh, a
deir an Tighearna, agus do bhéara mé
sibh a ris chum na háite, as a
ttug mé fa dear bhur mbreith a
láim.

15. Do bhrigh go ndubhrabhar, do thóig
an Tighearna fáighe súas dúinn san Mba-
bilóin:

16. Biodh a fhios agaibh gur marso
a deir an Tighearna ris an Righ shui-
ghios ar chathaoir Dháibhi, agus ris
na huile dhaóinibh áitreabhus ansa chath-
raighsi, agus re bhur ndearbhráithribh
nach deachaidh amach libh a mbraigh-
dionas;

† Caib. 24. 8. 10. ‡ Caib. 24.
17. Is marso a deir Tighearna na
slógh, féuch cuirfidh mé an * cloidhi-
omh arra, an ghorta, agus an pláigh,
agus do dhéana mé cosmhuil ré figibh ‡
lobhtha iad, nach féidir dithe air a
nolcus.

18. Agus aimleanfaidh mé iad leis
an ccloidheamh, leis an ngorta, agus
leis an bpláigh, agus sgeóchaidh mé
iad dá mbreith go huile ríoghachtaibh na
talman, dá mbeith na mallughadh, na
núathbhás, agus na magadh, agus na
scanail a measg na nuile chineadhach ann
ar dibir mé iad.

† Caib. 25.4 & 32. 33.
19. Do bhrigh nár éisteadar rem bhri-
athraibh, a deir an Tighearna, noch do †
chuir mé chuca le mo sheirbhiseachaibh na
fáighe, ag éirghe súas go moch, a-
gus dá ccur uáim, acht níor bháill libh
éisteacht, a deir an Tighearna.

20. Eistidhe ar a naobharsin bhria-
thra an Tighearna, a bhraighde uile,
noch do chuir mé ó Ierusalem don Bha-
bilóin.

21. Is marso a deir Tighearna na
slógh Dia Israel a ttaobh Ahab mic
Colaiah, agus Shedeciah mic Maaseiah,
noch thairgeanas bréag dibh am ainm-
si, féuch sgeóchaidh mé iad a láimh
Nebuchadnesar Righ na babilóine, a-
gus muirfidh sé iad as coinne bhur súl.

22. Agus úathasan tóigfighthear
súas mallughadh re bhraighdibh Iúdah
uile atá san bhabilóin, gha rádh, go
ndéarna an Tighearna thusa cosmhuil re
Sedeciah, agus cosmhuil re Ahab, noch
do róst Righ na babilóine ansa
teine.

23. Do brigh go ndearnadar ad-
náir ann Israel, agus go ndéarnadar
adhaltranas ré mnáibh a ccomharsan,
agus mar do labhradar briathra bréa-
gacha ann mainmse, nach ar aithin mé
díobh, agus atá a fhios agamsa, a-
gus is fiadhnuisi mé, a deir an Ti-
ghearna.

24. Marso fós a déara tú re Se-
maiah an Nehelamiteach, gha rádh,

25. Is marso labhrus Tighearna
na slógh Dia Israel gha rádh, do
bhrigh gur chuir tú litreacha ann hainm
chum a bhfuil do dhaóinibh ann Ierusalem,
agus go Sephaniah mac Maaseiah
an sagart, agus chum na sagart
uile, gha rádh,

26. Do rinne an Tighearna sagart
diotsa a náit Iehoiada an sagart,
chor go mbeithi bhur noifigeachaibh a ttigh
an Tighearna ar son gach duine dá
bhfuil ar * mire, agus do ni fáidh de † 2 Rígh. 9. 11. Gníomh. 26. 24.
féin go ccuirfeá a bpriosún é, agus
ansna ceapaibh.

27. Anois ar a naobharsin cred
fa nar iomaithbir tú Ieremiah ó A-
natot, noch do ni fáigh de féin dib-
si?

28. Oir uime sin do chuir sé chugainne
san bhabilóin, gha rádh, is fada an
daoirsesi, déanaidh tighthe dibh féin, a-
gus comhnuighidh ionta, agus plandui-
ghidh gáirdine, agus ithidh dá ttor-
adh.

29. Agus do léigh Sephaniah an
sagart an litirsi a ccluásaibh a
nfáigh Ieremiah.

30. Ansin táinic briathar an Ti-
ghearna go Ieremiah, gha rádh,

31. Cuir fios chum na mbraighde
uile, ag rádh, is marso a deir an Ti-
ghearna a ttaobh Shemaiah an
Nehelamiteach, do bhrigh gur thairgir
Semaiah

Semaiah díbh, agus nach misi do ċuir uáim é, agus go ttug sé orruibh dóċhus do ċur a mbréig:

32. Uimesin is marso a deir an Tighearna, féuch, digheola mé ar Shemaiah an Nehelamitech, agus ar a ṡliocht na ḋiaigh: ni biaidh duine aige áitreabhus a measc na ndaóinesi, ni mó ċífidh sé an maiṫ do ḋéana mé ar mo pobal, a deir an Tighearna * do bhrigh gur ṫeagaisg sé cogadh a nagaidh an Tighearna. †Caib.28.16.

## CAIB. 30.

AN briaṫar ṫáinic go Ieremiah ón TTighearna, gá rádh.

2. Is marso labhras an Tighearna Dia Israel gá rádh, scriobh duit na huile briaṫra do labhair mé riot ann a leabhar.

3. Oir féuch, tiucfaid na laéṫe, a deir an Tighearna, a ttiubhra misi ar ais braighdeanus mo pobail Israel agus Iudah, a deir an Tighearna, agus do bhéara mé orra filleadh don tir ṫug mé dá naiṫribh, agus sealbhochuid siad í.

4. Agus a siad so na briaṫra do labhair an Tighearna a ttaobh Israel, agus a ttáobh Iudah.

5. Oir is marso a deir an Tighearna, do ċúala mar guṫ criothnuighthe; is eagla agus ni síothcháin é.

6. Fiafruighidhsi a nois, agus féuċaidh, an mbi fear re niodhnaibh? cred fa bhfaicim gach áon duine, agus a láma ar a leasrach mar do biadh bean re niodhnaibh, agus a gur filleadh na huile aighthe a mbáinliṫe.

7. Aló * ṫruáiġe, óir is mór an lá sin, iondus nach bhfuil áon cosṁuil ris: si uáir ċinte buáidearṫa Iacob í, acht tárṫoċtar aiste é.

8. Oir tiucfuiḋ a ccriċ ann sa ló sin, a deir Tighearna na slóġ, go mbrisfe misi a ċuing ód bhrághaid, agus go mbrisfe mé do ċuibhriġe, agus ni fóiġeonuid coimṫiġiḋ dóibh féin ni as mó dá ṫáobh.

9. Acht foiġeonuid don Tighearna a Ndia, agus do * Dháibhi a Righ, noch ṫóigfeas misi súas dóibh. †Ezec.34.23. & 27.24. Hos.3.5.

10. Uimesin ná bíodh * eagla ortsa, mo ṡeirbhiseach Iacob, a deir an Tighearna, agus ná mimisnigh, a Israel: óir féuch, tárṫoċa misi thú a himċéin agus do ṡliocht ó ṫir a ndaóirse, agus fillfidh Iacob agus biaidh a suaimneas agus a socamul, agus ni ċuirfe áoinneaċ eagla air. †Isa.41.13. & 43.5. & 44.1. Caib.46.28.

11. Oir atáimse maille leat, a deir an Tighearna, dot ṡábháil: má tá go ccuirfe mé deireadh iomlán ris na huile ċineaḋaċaibh mar ar sgaoil mé ṫú, giḋeadh ni ḋéana mé crioċnuġadh iomlán diotsa: acht smaiċteoċa mé ṫú a * mesardhacht, agus ni ġearrfa mé ṫrid amach ṫú. † Hsal.6.1. Caib.10.24. & 46, 28.

12. Oir is marso a deir an Tighearna, is dóileiġis do bhruġadh, agus is doiliġ do ċneaḋ.

13. Ni bhfuil aon ṫagras do ċúis ċum sláinte: ni bhfuilid leiġis ar biṫ sláinte agad.

14. Do ḋearmadar háos grádha uile ṫú, ni iarruid siad ṫú: óir do loit misi ṫú le lot do námhad, lé smacht ſttróċaiġ, ar son iomaid héigceart, do briġ gur ṁéaduiġheadar do pheacaiḋe.

15. Cred fa * néiġion ṫú ar son haindeise? atá do ḋúbrón dóileighis, do briġ iomaid héigceirt: do brigh gur mhéaduiġeadar do peacaiḋe do riṅe mé na neiṫesi riot. †Caib.13.11

16. Uimesin gach a * sluigios ṫusa biaidh sluigthe, agus rachaid do naimhde uile a ndaóirsine, agus gach áon dá ccreachan ṫú biaid féin na ccreich, agus gach áon dá nairgios ṫú, do bhéara misi mar airguiḋ iad. †Exod 23.22 Isa.41.11.

17. Oir aiseoga mé sláinte ḋuitsi, agus leiġheosa mé ṫú ód ċneaḋaibh, a deir an Tighearna, do bhrigh gur ġoireadar dibeartach

 diot

dhíot [gha rádh] ísi so Sion nach
lorgann duine ar bith na diáigh.

18. Is marso a deir an Tighearna,
feuch do bhéara mé ar ais braighdionas
pailliún Iácob, agus do dhéna mé trócaire ar a
áitibh comhnuidhe: agus cuirfighear
an chathair suas air a cárn féin,
agus fanfaidh an pálás do réir a
ghnáta féin.

19. Agus tiucfuidh asda amach
buidheachus, agus guth na druin-
ge do ni gáirdeachus, agus foir-
lionfa mé iad, agus ni bheid ua-
thadh; do dhéana mé fós glór-
mhar iad, agus ni laighdeachar
iad.

20. Béid a cclann fós mar a
nallód, agus daingneochar a ccom-
chruinniughadh dom lathairsi agus
pianfa mé a nuile dhuine noch fár-
uighios iad.

21. Agus budh díobh féin a
nuaisle, agus biáidh a núachtar-
án as a lár féin, agus do bhéa-
ra misi air teachd a* ngar, agus
tiucfa sé láimh riomsa: óir cia
hé so do chuir a chroidhe a ngeall
chum techt láimh riomsa, a deir an
† Caib. 24. 3. & 31. 37. & 28. 33.
Tighearna.

22. Agus budh sibhsi mo * pho-
balsa, agus budh misi bhur Ndia-
† Caib 20. 19. 30.
sa.

23. Feuch, téid gáoth * ghuáir-
dein an Tighearna amach lé dib-
fheirg, tuitfidh gáoth ghuáirdein si
othbhuan maille ré péin ar cheann an
chiontuigh.

24. Ni fhillfidh fearg borb an Ti-
ghearna, nó go ndéarna sé é, agus nó go
ccoimhlionuidh sé toil a chroidhe: ann-
sna láethib deighionacha measfuighe-
si é.

CAIB. 31.

nsa nam sin féin, a deir an
Tighearna, biaidh misi am Dhia
muintearadh Israel uile, agus
budh iadsan mo phobalsa.

2. Is marso a deir an Tighearna,
fúaradar na daoine do chuáidh as an
ccloidheamh grása annsa bhfásach, a
nuáir do chuáidh misi do thabhairt ar Isra-
el beith suaimhnech.

3. Do taisbeanadh an Tighearna damsa
cian ó sin, gha rádh, do ghráduigh mé
thú lé grádh síorruidhe: uime sin le ci-
neal grádhach do tharraing mé thú. Isa. 58.

4. Cuirfe mé a ris suas thú, agus
cuirfighear suas thú, a mhaighdion Israe-
el, biáidh tú a ris ar do sciamhughadh
lé * tiompanuibh, agus racha tú amach † Breith. 11. 34.
a ndamhsaibh na druinge do ni súgradh.

5. Plaindeocha tú fós fíneamhna
ar shléibhtibh Shamária, plaindeochuidh na
planndóirídhe, agus iosfuid iad mar nei-
thibh coitchionna.

6. Oir biáidh lá go bhfuáigeoruidh an Mich. 2. 1
luchd faire ar sliabh Ephraim, éirghidh, a-
gus déanam suas go Sion chum an Tighear-
na ar Ndia féin.

7. Oir is marso a deir an Tighear-
na, chanaidh maille re lúathgháir ar son
Iácob, agus gáiridh a measc roghá na
na ccineadhach: fúagruidhsi, moluidhsi, a-
gus abraidh, a Thighearna, tárthuigh do
phobal, fuighioll Israel.

8. Feuch, do bhéara mé iad ón ttír
thuáigh, agus cruinneocha mé iad ó im-
libh na talman, agus maille riu an dall,
agus an bacach, an bhean thorrach, a-
gus an bhean re mbreith a naoinfheacht;
fillfid cuideachta mhór annsin.

9. Tiucfuid siad maille re gul, a-
gus maille re gearánuibh threóróchus mé Deut. 30. 2.
iad: do bhéara mé orra siubhal re taóibh
na sruthan uisgeadh a slighe dhíreach a náit
nach bhfuighid siad tuisleadh: óir atáim
am athair ag Israel, agus sé Ephraim
mo * chéidghein. † Exod.

10. Eistigh

ar son a éigceirt féin, biáidh déirsion ar fhiaclaibh gach duine ithios an chaor searbh.

†Eabh. 8. 8. 31. Féuch, atáid * na laethe ag teacht, a deir an Tighearna, go ndéanabh mé cunnradh nuadh ré tigh Israel agus ré tigh Iúdah.

32. Ní do réir an chunnartha do rinne mé ré na naithribh ann sa ló ar ghlac mé ar láimh iad, da ttabhairt amach as chrích na hÉgipte: do bhrígh gur bhrisiodar mo chunnradh ma tá go raibh mé am fhear tighe dóibh, a deir an Tighearna.

33. Acht budh é so an cunnradh do dhéanas mé ré tigh Israel; tar éis na laetheadhsin, a deir an Tighearna; cuirfidh mé mo dhlighedh ann sa chroidhe a stigh díobh, agus scríobhtha mé iona ccroidhe, †Caib. 24. 7: &. 32. 20. agus biáidh mé * am Dhia aca, agus béidsion na bpobal agamsa.

34. Agus ní mhúinfid siad ní sa mó gach aonduine a chomarsa, agus gach aonduine a dhearbhráthair ghá rádh, bíodh fios an Tighearna agaibh: * óir biáidh †Isd. 54. 13. Eoin. 6. 45. fios aca uile ón té is lugha díobh gus an té is mó díobh, a deir an Tighearna: óir maithfidh mé a néigceart, agus ní chuimhneocha mé a bpeacadh ní is mó.

†Caib. 33. 8. Mic. 7. 18. Gníomh. 10. 43 35. Is marso a deir an * Tighearna, noch do bheir an ghrian mar sholus san ló, agus órduighthe na gealaighe, ┐ na réaltan mar sholus san noidhche, an té roinneas an fhairrge * a nuair bheicid a tonna, †Gen. 1. 16. Tighearna na slógh is é a ainm.

†Isa. 15. 15. *Isa. 54. 9. 36. * Má imthighid na hórduighthe sin ó bheith am fhiadhnuise, a deir an Tighearna, ann sin cuirfiodh síolradh Israel mar an ccéadna ó bheith na ccinedh am fhiadhnuise go bráth.

*Caib. 33. 20. 37. Is marso a deir an Tighearna, * más féidir neamh súas do thomus, agus bunáite na talman síos do sgrionadh teilgfe mé díom fós síol Israel ar son gach a ndéarnadar, a deir an Tighearna.

38. Féuch, tiucfaidh na laethe, a deir an Tighearna, go ccuirfighear an chathair súas don Tighearna ó thor Hananeel go geata an choirnéil?

39. Agus rachaidh dóruba an tomhais fós amach tar a ais a choimhe anonn ar chnoc Gareb, agus compásfaidh sa ccuáirt go Goat.

40. Agus gleann na ccorp marbh go hiomlán, agus an luáithreadh, agus na machaire uile go sruth Cidron go coirnéal geata na neach don leith soir, béid náomhtha don Tighearna, ní tharraingeonthar a níos iad, ní teilgfighear síos iad ní sa mó go bráth.

## CAIB. 32.

AN briathar tháinic go Ieremiah ón tTighearna ann sa deachmhadh bliadhain do Shedeciah Righ Iúdah, noch ar bhí an tochtmhadh bliadhain déigh do Nabucadnessar.

2. Óir is ann sin do shuidheadar slúagh Righ na Babilóine um Ierusalem, agus do hiadhadh súas Ieremiah an fáidh a ccúirt an phriosúin, noch do bhí a ttigh Righ Iúdah.

3. Óir do iadh Sedeciah Righ Iúdah súas é, gha rádh, Cred as a ttairngheireann tú, agus a nabrann tú, is marso a deir an Tighearna, * féuch do bhéara mé an chathair si a láimh Righ na Babilóine †Caib. 34. 2. agus gébhaidh sé í.

4. Agus ní rachaidh Sedeciah Righ Iúdah as láimh na cCaldeánach, acht go * deimhin bhéarthar a láimh Righ na Babilóine é, agus laibheoraidh sé ris †Caib. 34. 4. béul re béul, agus do chífid a shúile a shúilesion.

5. Agus treórochaidh sé Sedeciah don Bhabilóin, agus biáidh ann sin go tti misi ar ccuáirt chuige, a deir an Tighearna: má tá go ttroidfidhe ris na Caldeánachaibh, ní bhéarthaoi buáidh.

6. Agus a dubhairt Ieremiah, tháinic briathar an Tighearna chugamsa, gha rádh,

7. Féuch, tiucfaidh Hanameel mhac

Sallum

Sallum dearbhrathar hathar chugad, gá rádh, ceannuigh dhuit féin mo mhachaire atá an Anatot: óir is leat ceart * a fhuasgailte do cheannach.
* Lebhit. 25. 25. Rut. 4. 4.

8. Marsin táinic Hanameel mac dearbhrathar mo athar chugamsa a ccúirt an phriosúin do réir bhréithre an Tighearna, agus a dubhairt sé riom, guidhim thú, ceannaigh mo mhachaire noch atá an Anatot, noch atá a ttír Bhenjamin; óir is leat ceart a oighreachta, agus is leat a fuasgladh, ceannaigh dhuit féin é: ansin do aithin mé gur bhi sin briathar an Tighearna.

9. Agus do cheannuigh mé an machaire ó Hanameel mac dearbhrathar mo athar, noch do bhi an Anatot, agus do thomhais mé an tairgiod chuige, eadhon seacht Secel déag airgid.

10. Agus do scriobh mé sin a leabhar, agus do thomhais mé an tairgiod chuigesion ansa meadh.

11. Marsin do ghlac mé scribhinn na ceannaigheachta, ar na seuladh do réir an dlighe agus an gnátha, agus scribhinn osgailte.

12. Agus tug mé scribhinn na ceannaigheachta do Bharuch mac Neriah, mic Maaseiah a radharc Hanameel mac dearbhrathar mo athar, agus a latháir na bfiadhan do scriobh a leabhar na ceannaigheachta, a latháir na Niudaigheadh uile do suidh a ccúirt an phriosúin.

13 Agus do chuir mé dfiachaibh ar Bharuch dá latháir sin, gá rádh,

14. Is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel, glac na scribhneasi, an scribhinnsi na ceannaigheachta noch atá seulaighthe, agus an scribhinnsi atá osgailte, agus cuir a soitheach criadh iad, ionnus go marfid mórán do laethibh.

15. Óir is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel, sealbhóchthar tighthe, agus fineamhna ansa tírso a rís.

16. Anois a nuair tug mé scribhinn na ceannaigheachta do Bharuch mac Neriah, do ghuidh mé an Tighearna, gá rádh,

17. Ah a Thighearna Dia feuch do rinne tú neamh agus talamh, le do chumhachtaibh móra, agus le righ sínte amach, agus ní bhfuil aoinní ro chruaidh dhuitsi.

18. Taisbeanaidh * tú cineul grádhach do mhiltibh, agus cúitighidh tú éigceart na naithreadh a nucht na cloinne na ndiaigh: an Dia mór cumhachtach, Tighearna na slógh isé a ainm.
† Exod. 34. 7. Deut. 5. 10.

19. Mór a ccomhairle, agus cumhachtach a ngníomh (óir atáid do shúile * osgailte ar uile shlightibh mac na ndaoine do thabhairt do gach aondaine do réir a shlighthe, agus do réir toraidh a ngníomh)
† Job 34. 21. Seanraite. 5. 21. Caib. 16. 17.

20. Noch do shuidhigh comharthadha, agus ionganta a ccrich na Hégipte gus a niugh, agus a Nisrael a measc daoine oile, agus do rinne ainm dhuit féin mar atá a niugh.

21. Agus thug amach do pobal * Israel as crich na Hégipte le comharthaibh, agus le hionganntaibh, agus le láimh láidir, agus le righ sínte amach, agus le huathbhás mór.
† Exod. 6. 6. 2 Sam. 7. 23. 1 Croin. 17. 21.

22. Agus tugais an fearannso dóibh noch do mhionnaigh tú dá naithribh do thabhairt dóibh, fearann ag lionadh do bhainne agus do mhil.

23. Agus tangadar ann, agus do shealbhuigheadar é, acht níor umhluigheadar dot ghuthsa, ní mó do siubhluigheadar ann do dhlighedh: ní dhearnadar aoinni do nuile ní dar aithin tú dhíobh do dhéanamh: uime sin tug tú fa dear an tolcsa uile do theacht orra.

24. Feuch, tangadar na mótaidh chum na cathrach dá gabháil, agus tugadh an chathair a láimh na CCaldeánach, noch throideas na haghaidh do bhrigh an chloidhimh, agus na gorta, agus na plága, agus an ní a dubhairt tú táinic sé a gcrich, agus feuch do chidh tú é.

25. Agus a dubhairt tú riomsa, a Thighearna Dia, ceannuigh dhuit féin an fearann ar airgiod, agus glac fiadhnuidhe; óir tugadh an chathair a láimh na CCaldeánach.

26. Ansin

26. Ann sin táinig briaṫar an Ti-
ġerna go Ieremiah, ġa ráḋ,
+ Uibhr. 16. 22. 27. Féuch, is misi an * Tiġer-
na Dia na nuile ḟéola, an bfuil ní
ar biṫ ro ċruáiḋ orum?
28. Uime sin is marso a deir an
Tiġerna, féuċ do bhéarfa mé an ca-
ṫair si a láim na cCaldéanach, agus
a láim Nebuċadnessar Riġ na babi-
lóine, agus gébhuidh sé í.
29. Agus tiucfuid na Caldéanaiġ
ṫroideas a naġaiḋ na caiṫreċso, a-
gus cuirfid an ċaṫair si trē ṫeine, a-
gus loiscfid í, maille ris na tiġṫib
* Caib. 19. 13. * a mullaċ ar ofráladar tuis do bha-
al, agus ar ḋóirteadar amaċ ofrá-
la diġe do ḋéib oile, dom bhrostú-
ġaḋsa ċum feirge.
30. Oir do riñe clañ Israel a-
gus clañ Iúdah olc amáin am fiaḋ-
nuise ó na nóige: óir do bhrostuiġe-
dar clañ Israel amáin mé ċum feir-
ge lē hoibreċaib a lám, a deir an
Tiġerna.
31. Oir do bhí an ċaṫair si ḋamsa na
bhrostuġaḋ feirge, agus úaṫbáis,
ón ló fa ndéarnadar í gus a niuġ,
ċor go náṫroċuiñ í ó bheith ar ma-
ġaiḋ.
32. Do bhriġ uile olc ċloiñe Is-
rael, agus ċloiñe Iúdah do riñeadar
dom bhrostuġaḋsa ċum feirge, iad
féin, a Riġṫe, a bprionnsuiḋe, a
sagairt, agus a bfáiġe, agus fir
Iúdah, agus áitreabhṫacha Ierusa-
lem.
33. Agus diompóiġeadar * a ccúl
‡ Caib. 2. 27. riomsa, agus ní hé a naġaidh, má-
tá gur ṫeagaisc mé iad ag éirġe
go moċ, agus dá múnaḋ, giḋeaḋ níor
umhluiġeadar do ġabáil teagaisg.
†Caib. 23. 11. 34. Acht do ċuireadar * a ng-
ráinemlaċt ann sa tiġ, noċ goirṫear
am ainmsi, da ṫruáilleaḋ.
35. Agus do riñeadar áite árda i
bhaal, noċ atá a ngleañ mic Hinom *
* Caib. 7. 31. & 19. 5. do ṫabhairt ar a macaib, agus ar a
* Lebhit. 18. 21. ninġenuiḃ dul tríd an tteine do *
Moloch, noċ nar aiṫin misi ḋíob, ní
mó ṫáinic sé am inntinn go ndéarnaidís
an ġráinemlaċtso do ṫabhairt ar Iú-
dah peacuġaḋ.
36. Agus anois uime sin is mar-
so a deir an Tiġerna Dia Israel
a ttaoḃ na caiṫreċso, ré a nabar-
ṫaóise go sceċodṫar i láim Righ na
babilóine leis an cclaiḋem, agus
leis an ngorta, agus leis an bp-
láiġ.
37. Féuch, * cruiñeoċa mé iad a-
† Deut. 30. 3. maċ as na huile ṫiorṫa, ann ar ḋíbir
mé iad ann mfeirg, agus ann mainteas,
agus a ndioġaltas mór, agus do
bhéarfa mé a ris don náitsi iad, agus
do bhéarfa mé orra comhnuiḋe go suáim-
neach.
38. Agus béid siad na * bpobal
* Caib. 24. 7. & 30. 22. & 31. 33. agamsa, agus biáiḋ misi am Dhia
acasan.
39. Agus do bhéarfa mé * áon ċroiḋe
† Esech. 11. 19. amáin ḋóib, agus áointsliġe amáin,
ċor go mbia eagla sa orra go bráṫ
ar ṁaiṫib riu, agus re na cclaiñ
na ndiáiġ.
40. Agus do ḋéanfa mé cunnradh
síoṫbúan riu, naċ iompóċa mé uaṫa,
do ḋéanaṁ maiṫeasa ḋóibh; aċt cui-
rfe mé eagla iona ccroiḋṫibh, nach
deileoċuid siad riom.
41. Aseaḋ, gáirdeoċa mé ós a
ccionn do ḋéanaṁ maiṫeasa ḋóibh, a-
gus plaiñdeoċa mé ann sa ḋúṫaiġ iad
go deimin maille rem uile ċroiḋe, a-
gus rem uile anam.
42. Oir is marso a deir an Ti-
ġerna, amhuil mar ṫug mé an tolc
mórso uile ar na bpobalso, mar sin
do bhéarfa mé orra a nuile ṁaiṫ dar
ġeall mé ḋóibh.
43. Agus ceiñeoċṫar maċaire
ann sa tírse ré a nabartáoise, atá
sí uáigneach gan duine gan bheaṫach,
tugaḋ a láim na cCaldéanach í.
44. Ceiñeoċuid daóine maċaire ar
airgiod, agus scríobhṫuid leabar, a-
gus cuirfid séala, agus glacfuid fi-
adhna a ttír Bheniamin, agus ann sna
háitibh timcioll Ierusalem, agus a
ccaiṫreċaibh Iúdah, agus a ccait-
reċaibh na sliabh, agus a ccaiṫh-
reċaibh

ṗeċaiḃ an ġleanna, agus a ccaiṫreaċaiḃ an deisceirt: óir do ḃéara misi a mbraiġdionus filleaḋ, a deir an Tiġearna.

---

C A I B. 33.

Uilleaḋ oile, táinic briaṫar an Tiġearna ċum Ieremiah an dara huair an feaḋ do bí sé fós * iaḋta a ccúirt an ṗriosúin, ga ráḋ,

2. Is marso a deir an Tiġearna * a dhéantóir, an Tiġearna do ċum é da ḋaingniuġhaḋ, is é an Tiġhearna a ainm.

3. Goir orumsa, agus freaġora mé tú, agus taisbéanfa mé neiṫe móra agus cumaċtaċa ḋuit, noċ nach feas ḋuit.

4. Óir is marso a deir an Tiġearna Dia Israel a ttaoḃ tiġṫeaḋ na caiṫreaċso, agus a ttaoḃ tiġṫeaḋh Ríoġ Iúdah, noċ atá ar na tteilgion síos leis na mótaiḃ, agus leis an cclaiḋeaṁ.

5. Tigid siad do ṫroid ris na Caldéanaċaiḃ, aċt is dá líonaḋ féin lé corpaiḃ marḃa daoine, noċ do ṁarḃ misi am ḟeirg, agus am' ḟeirg, agus noċ ar son a nuile olc ḋfolċuiġ mé maġaiḋ ón ccaṫraiġsi.

6. Féuch, do ḃéara mé sláinte agus leiġios ḋí, agus leiġeosuiḋ mé iad, foillseoċa mé dóiḃ lionṁaireaċt na síoṫċána agus na fírinne.

7. Agus do ḃéara mé ar ḋaoirsine na Iúdaiġeaḋh, agus daoirsine Israel filleaḋ ar ais, agus cuirfiḋ mé suas iad mar an cceduair.

8. Agus glanfa mé iad ó na nuile éigceart ler ċiontuiġeadar am aġaiḋsi, agus * maiṫfiḋ mé a nuile ċionnta ler ṗeacuiġeadar agus ler sáruiġeadar am aġaiḋ.

9. Agus biaiḋ sé ḋamsa na ainm sólás, molta, agus onóra a láṫair, a ḃfuil do ċineaḋaċaiḃ ar an ttalamh noċ ċluinfios a nuile maiṫ atáim do ḋéanaṁ dóiḃ: agus biaiḋ eagla agus uaṁan orra ar son na huile maiṫeasa, agus ar son an deiġḃisiġ ġéḃas siad dó.

10. Marso a deir an Tiġearna, cluinfiġear a ris ann sa náitsi (noċ a deartaóise biaś uáigneaċ gan ḋuine ⁊ gan ḃeaṫaċ, eadhon a ccaiṫreaċaiḃ Iúdah, agus a sráidiḃ Ierusalem, atá áonránach gan ḋuine, agus gan áitreaḃṫach, agus gan ḃeaṫach.)

11. Guṫ * na luaṫġáire, agus guth an ġáirdeaċuis, guṫ a nfir núaḋpósta, agus guṫ na mná núaḋpósta, guṫ na ndruinge a deirius, molaiḋ Tiġearna na slóġ, óir is maiṫ an Tiġearna, óir maraiḋ a ṫrócaire go bráth, agus na ndruinge do ḃeir iodḃairt molta go tiġ an Tiġearna; óir do ḃéara misi fa ḋeara braiġdionas na tíre diompóġ mar do bí ó ṫús, a deir an Tiġearna.

12. Is marso a deir Tiġearna na slóġ, biaiḋ ann sa náitsi atá uáigneaċ gan ḋuine agus gan ḃeaṫaċ, agus iona caiṫreaċaiḃ uile, áoḋaireaḋ cáoraċ ag taḃairt ar a ttréudaiḃ luiġe síos.

13. A ccaiṫreaċaiḃ na sliaḃ, a ccaiṫreaċaiḃ an ġleanna, a ccaiṫreaċaiḃ an deisceirt, agus a bfearann Bheniamin, agus ann sna háitiḃ timċioll Ierusalem, agus a ccaiṫreaċaiḃ Iúdah, imeoċuid na tréuda a ris fá láṁaiḃ an té ionráimios iad, a deir an Tiġearna.

14. Féuch, tiucfaid na láeṫe, a deir an Tiġearna, go ccoimlíonfa misi na neiṫe maiṫe do ġeall mé do tiġ Israel, agus do tiġ Iúdah.

15. Ann sna láeṫiḃ sin, agus ann sa namsin cuirfe misi ḋriaċaiḃ ar bengán * na fíréantaċa fás suas do Dháiḃi, agus do ḋéana sé breiṫeaṁnus, agus fírinne ann sa tír.

16. Tárṫoċar Iúdah ann sna láeṫiḃ sin, agus coimneoċuiḋ Ierusalem go daingean, agus is é so an tainm lé

Eeeee ngoir-

'Caib. 32. 3.
Isa. 37. 26.
Caib. 31. 34. Mich. 7. 18.
† Caib. 7. 34. & 16. 9.
* Caib. 23. 5. Isa. 11. 1. & 4. 2.

ngoirfiġer i, an Tiġerna ar bfirinn-
teaċt.
17. Oir is marso a deir an Ti-
ġerna, ni ḟailleoċaiḋ ó Ḋháibi coiḋċe
duine * suiḋfios ar ċaṫaoir rioġa Is-
† 2 Sam. 7. 16. 1 Riogh. 2. 4. Caib. 23. 6. rael.
18. Ni mó biaś easbuiḋ duine ar na
sagartaiḃ na Lebitiġ dom laṫair si
dofrail offrála loisge, agus do los-
gaḋ offrála biḋ, agus do ḋénam ioḋ-
barta a ccomnuiḋe.
19. Agus ṫáinic briaṫar an Ti-
ġerna go Ieremiah, ġa ráḋ,
20. Is marso a deir an Tiġerna, *
† Caib. 31. 36. Isa. 54. 9. má ḟédan tú mo ċuṁnraḋ laoise do bris-
seḋ, agus mo ċuṁnraḋ oiḋċe, agus
naċ beiṫ lá nó oiḋċe iona am féin:
21. Ansin fós fédtar mo ċuṁnraḋ
ré Dáibi mo śeirbiseach do brisseḋ, naċ
biaṫ mac aige do rioġaḋ iona ċaṫaoir,
agus ris na Lebitib na sagart mo
śeirbisiġ.
22. Mar naċ * féidir sluaġ neiṁe
† Caib. 31. 37. dáiriṁ, nó gaineiṁ na farrge do ṫomus:
mar sin foirlionfaiḋ misi sliocht Ḋháibi
mo śeirbiseċ, agus na Lebitiġ minios-
trálas dam.
23. Tuilleaḋ oile, ṫáinic briaṫar an
Tiġerna go Ieremiah, ġa ráḋ,
24. Naċ measann tusa cioḋ a du-
bradar an pobalso, ġa ráḋ, an dá
ṁuintir do ṫoġ an Tiġerna, do ṫeilg
sé uaḋa iad? marso do ṫarcuisniġe-
dar mo ṁuintir, cor naċ beidis ni sa
ṁó na cciniḋ dá laṫair.
25. Is marso a deir an Tiġerna,
muna bfuil mo ċuṁnraḋ ris an lá, agus
ris a noiḋċe, agus muna ar ċinn mé
órduiġṫe neiṁe agus talṁan:
26. Ansin teilgfiḋ mé uaim sliocht
Iácob, agus Dáibhi mo sheirbhi-
seach, ionnus naċ glacfa mé dá sliocht do
beiṫ na nuachtaránaiḃ ós cionn sil Abra-
ham, Isaac, agus Iácob: óir do bé-
ra mé a mbraiġdionas ar ais, agus do
ḋéna mé trócaire orra.

CAIB. 34.

AN briaṫar ṫáinic go Iere-
miah ón tTiġerna a nuair
do ṫroid * Nebuchadnes-
sar Riġ na Babilóine, a-
† 2 Riogh. 25. 1, &c. Caib. 52. 1. gus a śluaġ uile, agus
rioġachta an doṁain uile dá tiġernus,
agus a nuile ṗobal a naġaiḋ Ierusa-
lem, agus a naġaiḋ a huile ċaiṫreaċa,
ġa ráḋ,
2. Is marso a deir an Tiġerna Dia
Israel, imṫiġ, agus labair ré Sedeci-
ah Riġ Iúdah, agus innis dó, is mar-
so a deir an Tiġerna, féuch do béra
mé an ċaṫair si a láiṁ Riġ na Babilóine,
agus loiscfidh sé í lé teine.
3. Agus ni imeoċa tusa as a láiṁ,
acht glacfar tú go * deiṁin, agus † Caib. 32. 4.
toirbeórṫar ann a láiṁ tú, agus do
ċifiḋ do śúile súile Riġ na Babilóine,
agus laibeora sé riot béul ar béul:
agus raċaiḋ tú don Bhabilóin.
4. Thairis sin éist briaṫar an Ti-
ġerna, a Shedeciah a Riġ Iúdah: is † Esd. 4. 2. Deut. 11. 12.
marso a deir an Tiġerna dot ṫaoib,
ni muirfiġear leis an ccloiḋeaṁ tú.
5. Acht éugfa tú a sioṫċáin, a-
gus lé loisgiġe haiṫreaḋh na Riġthe
roiṁe noċ do bi roṁad, mar sin loisg-
fid siad tusa, agus caoinfid siad tú
[dá ráḋ] ah a ṫiġerna: óir a dubairt
misi an focal, a deir an Tiġerna.
6. Ansin do labair Ieremiah an fáiḋ
na briaṫrasa uile re Sedeciah Riġ Iú-
dah ann Ierusalem.
7. A nuair do ṫroid sluaġ Riġ na
Babilóine a naġaiḋ Ierusalem, agus
a naġaiḋ uile ċaiṫreaċa Iúdah dar maireadar,
a naġaiḋ Lachis agus a naġaiḋ Ase-
cah; óir do ṁaireadar na caiṫreaċa
daingnesi do ċaiṫreaċaib Iúdah.
8. Asi so an briaṫar ṫáinic ċum Iere-
miah ón Dtiġerna tar éis an Riġ Sede-
ciah do ḋénam cuṁanta ris an bpobal
uile, noċ do bi ann Ierusalem, dfógra * † Exod. 21.
saoirse do beiṫ aca;
19. Go léigfeaḋ gaċ uile duine a óg-
lach

aċ uaḋ, agus gaċ uile ḋuine a ḃanóglaċ saor, mar eaḃraċ nó ar ḃeineaḃraċ, ionnus naċ cconġmaḋ duine ar biṫ iona seirḃís iad, do Iudaiġe a ḋearḃraṫar.

10. Anois a nuáir do ċúalaidh na prionnsada uile agus an pobal uile do ċuáiḋ san ċunnraḋ, go léigfeaḋ gach áonduine a óglaċ dimṫeaċt uaḋ saor, naċ bfoiġeonaḋ áonduine é féin díob ní sa mó, ann sin dumlaiġeadar, agus do léigeadar dóiḃ imṫeaċt.

11. Acht na ḋiáiġ sin dfilleadar, agus ṫugadar ar na hóglaċaiḃ, agus ar na banóglaċaiḃ filleaḋ, noċ do léigeadar uaṫa saor, agus ṫugadar fa ċuing iad dá mbeiṫ no nóglaċaiḃ, agus na mbanóglaċaiḃ.

12. Uime sin ṫáinic briaṫar an Tiġearna go Ieremiah ón Tṫiġearna, ḋa ráḋ,

13. Is marso deir an Tiġearna Dia Israel, do riñe mé cunnraḋ re bur naiṫriḃh an lá ṫug mé amaċ iad as ċríċ na hÉgipte, agus as tiġ na ndaoine ndáor, ġa ráḋ,

14. A ccionn * seaċt mbliaḋan, léigeaḋ gaċ áon aguiḃ, a ḋearḃraṫair eaḃruiḋe dimṫeaċt, noċ do reacaḋ riḃ: agus a nuáir ḟoiġeonus sé ḋuit sé bliaḋna, léigfiḋ tú ḋó imṫeaċt saor uáit, acht níor éistiodar bur naiṫre liom, ní mó ċláonadar a ccluás. *Exod.21.2. Deut.15.12.*

15. Agus do filleaḋ sibsi anois, agus do riñeabhar ceart ann mo radarcsa a bfógra saoirse gaċ áonduine dá ċomarsoin, agus do riñeabhar cunnraḋ dom laṫairsi ann sa tigh noċ goirṫear ann mainm.

16. Acht dfilleabhar, agus do ṫruáilleabhar mainm, agus ṫug gaċ áonduine aguiḃ ar a óglaċ agus ar a ḃanóglaċ filleaḋ, noċ do léigeabhar saor uáiḃ ar a ttoil féin, agus ṫugabhar fa ḋaóirse iad, dá mbeiṫ aguiḃ na seirḃíseaċaiḃ agus na mbanóglachaiḃ.

17. Uime sin is marso a deir an Tiġearna, níor éisteabhar riomsa a bfógra saoirse, gaċ áonduine dá ḋhearbraṫair, agus gaċ áonduine dá ċomarsain: féuċuidh, fúagruimsi saoirse ḋiḃ, a deir an Tiġearna, ċum an ċloiḋim, ċum na pláiġe, agus ċum na gorta, agus do ḃéara mé fa deara bur * náṫarruġaḋ do na huile ríoġaċta san doman. *Deut.28.94 Caib.29.18.*

18. Agus do ḃéara mé na daóine do ḃris mo ċunnraḋ, naċ ar ċomaill briaṫair an ċunarṫa do riñeadar dom laṫairsi, a nuáir do ġearradar an láoġ a ndá chuid, agus dimthigheadar edir a ċodċuibsin.

19. Prionnsada Iúdah, agus prionnsada Ierusalem, na seomradóiriḋe, agus na sagairt, agus uile ṗobal na tíre, naċ do ċuáiḋ ṫrid ċodċaiḃ an laóiġ,

20. Do ḃéara misi iadsan a láim a námad, agus a láim na druinge iarrus a mbás, agus biáiḋ * a ccuirp marḃa mar ḃiaḋ ag ḟnlaiṫ a naiéir, agus ag beaṫaċaiḃ na talman. *Caib.7.30. & 16. 4.*

21. Agus do ḃéara mé Sedeciah Riġ Iúdah agus a ṗrionnsada a láim a námad, agus a láim na druinge iarrus a mbás, agus a láim shlóigh Righ na Babilóine, noċ do ċuaidh súas uáiḃ.

22. Féuch, fuaiġeóra misi, a deir an Tiġearna, agus do ḃéara mé orra filleaḋ don ċaṫraiġsi, agus troidfiḋ na haġaiḋ agus geaḃuid í, agus loisgfiḋ í le teine, agus do ḃéara mé caiṫreaċa Iúdah uile na bfásach, gan áiṫreaḃṫach ar bith.

---

Caib. 35.

AN pocal ṫáinic go Ieremiah ón Tṫiġearna a laeṫibh Iehoiacim mic Iosiah Righ Iúdah, ġa ráḋ,

2. Imṫiġ go tiġ na Recabiteach, agus labhair riu, agus tabhair go tiġ an Tiġearna iad go háon do na seomraḋuiḃ, agus tabhair fíon dóiḃ re a ól.

3. Annsin rug misi Iaasanah mac
Ieremiah mic Habasiniah, agus a ḋer-
ḃráiṫre, agus a ṁic uile, agus uile
ṫiġ na Reċabiteach liom:
4. Agus tug mé go tiġ an Tiġer-
na iad go seomra mac Hanan mic Ig-
daliah, óglaċ Dé, do bí láiṁ re se-
ómra na bprionnsaḋa, noċ do bí ós ci-
onn seómra Maaseiah mic Sallum coimḟo-
ruiġe an doruis.
5. Agus do ċuir mé ar coinne mhac
tiġe na Rechabiteaċ potaḋa lán dfion,
agus cupáin, agus a dubhairt mé riu,
ibiḋ fion.
6. Acht a dubhradarsan, ni iobrum-
ne fion: óir daiṫin Ionadab mac Re-
ċab ar naṫair diñ, ga ráḋ, ni iobfuiḋe-
si fion ar biṫ, sib féin, nó bur mic go
bráṫ.
7. Ni mó do ḋéantaoi tiġ, agus ni
ċuirfiḋe siol, agus ni plaindeoċuiḋe fi-
neamhuin, agus ni biáiḋ cóimfineamhuin a-
guib: acht áitreoċtaoi ar feḋ bur láe-
te a bpáilliunaib, ionnus go mairfiḋe
mórán do láetib annsa dúṫaiġ, mar a
mbiti bur ccoimtiġeaċaib.
8. Marso dumluiġeamair do ġuṫ
Ionadab mic Reċab ar naṫair annsa nuile
ni dar aiṫin sé diñ, gan fion dól ar
feḋ ar mbeaṫa, sinn féin, ar mná, ar mic,
nó ar ninġeana;
9. Ná tiġte do ḋénam duinn do ċom-
nuiḋe ionta: ni mó atá fineamhuin aguinn,
nó macaḋa, nó siol.
10. Acht do áitreabamar a bpáill-
iunaib, agus dumluiġeamar agus do
riñeamar do réir a nuile ni dár aiṫin
Ionadab ar naṫair diñ.
11. Acht tárla a nuair táinic Ne-
buchadnesar Riġ na Babilóine suas
ċum na tire go ndubhramair, tigiḋ
déanam suas go Hierusalem ar eagla
slóiġ na Ccaldeanaċ, agus ar eagla
slóiġ na Siriánach: mar sin do áitre-
bamar an Ierusalem.
12. Annsin táinic focal an Tiġer-
na go Ieremiah, ga ráḋ.
23. Is marso a deir Tiġerna na
slóġ Dia Israel, imtiġ agus innis do
muintir Iudah agus dáitreabtachaibh
Ierusalem, naċ ġéabtaói teagasg ag éi-
steaċt rem briaṫraibsi, a deir an Ti-
ġerna?
14. Do coimlionaḋ briaṫra Iona-
dab mic Rechab, ler aiṫin sé dá ma-
caib gan fion dól: óir go ttiġ a nuġ
nior iobadar aoindeór, acht umluiġiḋ
daiṫne a naṫar: tair sin do labair
misi ribse ag éirġe go moch, agus
ag labairt, acht nior éisteabhar riom.
15. Do ċuir mé fós ċugaib mo uile
seirbisiġ na fáiḋe, ag éirġe go moch
ar maidin, agus dá ccur uáim, ga
ráḋ; filliḋ a nois gaċ áonduine agaib †Caib. 18. 11. & 25. 5.
ó na droiċsliġe, agus leasuiġiḋ bur
ngnioma, agus ná himtiġiḋ a ndiáiġ
déé oile dá naḋraḋ, agus áitreoċ-
taói annsa bfearañ, noch tug misi dib
féin agus da bur naiṫrib; acht nior
ċláonabhar bur ccluas, 7 nior éisteabhar
riom.
16. Do briġ gur ċoimlionadar mic
Ionadab mic Rechab aiṫne a naṫar,
noċ daiṫin sé diob, acht nior éist an
pobalso riomsa:
17. Uimesin is marso a deir Ti-
ġerna na slóġ Dia Israel, feuch, do
bérra misi ar Iudah, agus ar áitreabtá-
caib Ierusalem uile a nuile olc dar fú-
gair mé na naġaiḋ: do briġ gur labair mé
riu, acht ni ċualadar, agus do ġoir
mé orra, agus nior freagradar.
18. Agus a dubhairt Ieremiah re tiġ
na Rechabiteaċ, is marso a deir Tiġer-
na na slóġ Dia Israel, do briġ gur
umluiġeabhar daiṫne Ionadab bur naṫar, a-
gus gur ċoimḟoabhar a uile aiṫeanta, a-
gus go ndearnabhar do réir a nuile ni
dar aiṫin sé dib.
19. Uimesin is marso a deir Ti-
ġerna na slóġ Dia Israel, ni biáiḋ
easbhuiḋ duine ar Ionadab mac Rechab do
seasam am laṫair go bráth.

CAIB.

## CAIB. 36.

AGus tárla ansa ccethramhadh
bliadhain do Iehoiacim mac
Iosiah Righ Iúdah, go ttái-
nic an briatharso chum Ie-
remiah ón tTighearna, gha rádh,
2. Glac chusa rola leabhair, agus
sgriobh ann na huile briathra dar labhair
misi riot a naghaidh Israel, agus a
naghaidh Iúdah, agus a naghaidh na nuile
chineadh ón ló far labhair mé riot ó laethibh
*Caib. 25. * Iosiah gus a niugh.
3. Feadfaidhe go ccluinfeadh tigh Iú-
dah a nuile olc dar thionsgain misi do
dhénamh dóibh, chor go bfillfidis gach uile
dhuine ó na dhroichslighe; chor go maith-
finnsi a néigceart, agus a bpeacadh.
4 An sin do ghoir Ieremiah Ba-
ruch mac Neriah, agus do sgriobh Ba-
ruch ó bhéul Ieremiah briathra an Ti-
ghearna uile, noch do labhair sé ris, a rola
leabhair.
5. Agus daithin Ieremiah do Bha-
ruch, gha rádh, atáimsi iadhta suas,
ni fhéadaim dul go tigh an Tighearna.
6. Ar a nadhbharsin imthigh chusa, a-
gus léigh ansa rola, noch do sgriobh tú
óm bhéulsa, briathra an Tighearna a
ccluasaibh an pobail a ttigh an Tighear-
na, lá an trosgthe: agus mar an ccé-
dna léighfidh tú iad a ccluasaibh Iúdah
uile noch thig amach as a ccaithre-
chaibh.
7. Do bféidir go ccuirfidis a ngui-
rán a bfiadhnuise an Tighearna, agus
go bfillfeadh gach aonduine díobh ó na
dhroichslighe: óir is mór a nfearg agus
an taintreas dfoillsigh an Tighearna a na-
ghaidh an pobailsi.
8. Agus do rinne Baruch mac Neri-
ah do réir a nuile ni dar aithin an fáidh
Ieremiah dhe, ag léghadh ansa leabhar
briathra an Tighearna a ttigh an
Tighearna.
9. Agus tárla ansa chuigeadh blia-
dhain do Iehoiacim mac Iosiah Righ Iú-
dah ansa naomhadh mí gur fhúagradar
trosgadh a bfiadhnuise an Tighearna don
phobal uile an Ierusalem, agus do
nuile phobal táinic ó chaithrechaibh Iúdah
go Hierusalem.
10. Ansin do léigh Baruch ansa
leabhar briathra Ieremiah a ttigh an Ti-
ghearna, a seomra Ghemariah mic Sa-
pan an sgribhneóir ansa chúirt dob áirde,
ag * dul a stech an gheata nuaidh tighe †Caib. 26. 10.
an Tighearna, a ccluasaibh an po-
bail uile.
11. A nuáir do chualaidh Michaiah
mac Gemariah mic Saphan amach as an
leabhar briathra an Tighearna uile,
12. Ansin do chuáidh sé síos go tigh
an Righ go seomra an sgriobhaidhe, agus
féuch do shuigheadar na prionnsadha uile
ansin, eadhon Elisama an sgriobhaidhe, a-
gus Gemariah mac Sapan, agus Se-
deciah mac Hananiah, agus na prionn-
sadha uile.
13. Ann sin dfoillsigh Michaiah dóibh
na huile briathra dá ccuala sé, a nuáir
do léigh Baruch an leabhar a ccluasaibh
an pobail.
14. Uimesin do chuireadar na prionn-
sadha Iehudi mac Netaniah mic Selemi-
ah mic Cusi go Baruch gha rádh, glac
ann do láimh an rola ionar léigh tú a
ccluasaibh an pobail, agus tárr:
marsin do ghlac Baruch mac Neriah
an rola iona láimh, agus táinic chuca.
15. Agus a dubhradar ris, suigh
síos anois, agus léigh ionar ccluá-
saibhne é: ansin do léigh Baruch iona
ccluasaibh é.
16. Anois tárla a nuáir do chuala-
dar na briathra uile, do bhí eagla air
gach fear re chéile, agus a dubhradar
re Baruch, go deimhin inneosamne na
briathrasa uile don Righ.
17. Agus dfiafruigheadar do Bha-
ruch, gha rádh, innis dúinn anois cion-
dus do sgriobh tú na briathrasa uile
as a bhéul.
18. Ansin do fhreagair Baruch iad,
do labhair sé na briathrasa uile riom re
na bhéul, agus do sgriobh misi lé dubh
iad ann a leabhar.

19. Ansin a dubhradar na prionnsa-
da ré Baruch, imtigh folaigh tú féin
agus Ieremiah, agus ná bíodh a fios
aig áoinnech cáit a mbeití.
20. Agus do ċuadar a sdeach gus
an Righ annsa ċúirt, aċt do ċuiredar
an rola a ttaisgidh a seomra Elisama
an sgríobhnoir, agus dinnsiodar
na briathra uile a ccluasaibh an
Righ.
21. Ansin do ċuir an Righ Iehudi do
ṫabairt an rola leis, agus tug sé leis
é, ó ṡeómra Elisáma an sgríobhnóir,
agus do léigh Iehúdi a ccluasaib an
Righ agus a ccluasaib na bprionnsadh
uile, noċ do ṡeasamh láim ris an Righ.
22. Anois do ṡuigh an Righ annsa
tigh geimridh annsa náomadh mí, agus do
bí teine air an tteallach an lasadh na
fiadhnuise.
23. Agus tárla an tan do léigh
Iehúdi a trí nó a ceaṫair do duilleógaib
gur ġearr sé é leis an scin pinn, agus
do ṫeilg sé annsa teine do bí ar a nun-
lár é: nó gur loisgeadh an rola uile ann-
sa teine do bí ar an tteallaċ.
24. Ṫairis sin ni raib eagla or-
ra, níor bhriseadar a néadaighe, an Righ
nó aonduine dá ṁuintir dá ccúala na
briaṫraso.
25. Gidheadh do rinne Elnatan, agus
Delaiah, agus Gemariah guidheachán
ċum an Righ go nach loisgfeadh sé an
rola: aċt níor éist sé riu.
26. Aċt daitin an Righ do Ierah-
meel mac Hammelech, agus Seraiah
mac Azriel, agus Selemiah mac Ab-
diel, Báruch an sgríobhnóir do ġabáil,
agus an fáidh Ieremiah, acht dfolaigh
an Tigearna iad.
27. Ansin táinic briaṫar an Ti-
gearna go Ieremiah (tar éis an Righ
do losgadh an rola, agus na briaṫra
do sgríob Báruch as béul Ieremiah)
ga rádh,
28. Glac ċugad a ris rola oile,
agus sgríob ann na huile focal ceadna
do bí annsa ċéd rola do loisc Iehoia-
cim Righ Iúdah.
29. Agus a déara tú ré Iehoiacim
Righ Iúdah, is marso a deir an Ti-
gearna, do loisc tú an rola so, ga
rádh, cred as ar sgríobh tú ann; ga rádh,
tiucfaidh Righ na Babilóine go deimin, 7
sgriosfaidh sé an tír si, agus do bhéara
sé fa deara ar an nduine, agus ar an
mbeaṫaċ díobhadh inte?
30. Uime sin is marso a deir an
Tigearna a ttaob Iehoiacim Righ Iúdah,
ni biaidh duine ar biṫ aige do ṡuidhe ar
ċaṫaóir ríoġa Dháibi, agus * teilgfighear
a ċhorp marb amaċ ċum an teasbhaidh san
ló, agus ċum an tseaca san noiḋċe.
31. Agus smaisteoċa misi é féin * Caib. 22. 19.
agus a ṁuintir ar son a néigceirt,
agus do bhéara mé orra, agus ar áitreab-
ṫaċaib Ierusalem, agus ar ṁuintir Iú-
dah a nuile olc dár fuagair mé na na-
ġaidh: aċt níor éisteadarsion.
32. Ansin do ġlac Ieremiah rola
oile, agus tug é do bharuch mac
Neriah, an sgríobhnóir, noċ do sgri-
obh ann as béul Ieremiah uile briaṫra
an leabhair, noċ do loisg Iehoiacim Righ
Iúdah annsa teine, agus do cuireadh
na gcionn mórán dá leiṫeid do bria-
ṫraibh.

## Caib. 37.

Agus do ríoġaidh an Righ * Sedeciah mac Iosiah a náit Chonaiah mhic Iehoiacim, noċ dá ndéarnaidh Nebucadnessar Righ na Babilóine Righ a ttír Iúdah.

* 2. Kings 24. 17. 2. Chron. 36. 10. Caib. 22. 24.

2. Aċt níor éist sé féin nó a ṁuin-
tir, nó pobal na tíre ré briaṫraibh an
Tigearna, noċ do labhair sé tres an
bfáidh Ieremiah.
3. Agus do ċuir Sedeciah an Righ
Iehucal mac Selemiah, agus Sepha-
niah mac Maaseiah an sagart ċum
a nfáidh Ieremiah ga rádh, Guidh
a nois.

a nois ċum an Tiġearna ar Ndia ar ar
son.
4. Anois táinic Ieremiah a stech, agus do ċuaidh sé amach a measc an pobail; óir níor ċuireadar a bpriosún é.
5. Ansin táinic slúaġ Pharao amach as a Négipt, agus a nuáir do ċualadar na Caldéniġ do ṡuiġ um Ierusalem túarusgbáil orra, dimtiġeadar ó Ierusalem.
6. Ansin tháinic briathar an Tighearna chum a fáidh Ieremiah, ga rádh,
7. Is marso a deir an Tighearna Dia Israel, is marso a deartaoi ré Righ Iúdah do ċuir ċugamsa sibh do ċeasnuġadh riom, féuch, fillfidh slúaġ Pharao noċ táinic amaċ do bur ccobhraġadh don Négipt dá ttír féin.
9. Agus tiucfaidh na Caldeániġh arís, agus troidfid a naġaidh na caithreachsa, agus gébhaid í, agus loisgfid í lé teine.
9. Is marso a deir an Tiġearna, ná meallaidh sibh féin ga rádh, imeoċaidh na Caldeánaiġ go deimhin uáinn: óir ni imeoċaid siad.
10. Oir dá mbeiṫ go mbuáilfeadh sibh slúaġ na Ccaldénach uile ṫroidios an bur naġaidh, agus naċ mairfeadh aċ dáoine loitiġ iona measc, ṫeaċs sin déireoċaidís gaċ uile duine díobh an a páillíun, agus do loisgfidís an ċaṫairsi le teine.
11. Agus tárla a nuáir do bris slúaġ na Ccaldéanach súas ó Ierusalem an eagla sluáiġ Pharao,
12. An sin do ċuaidh Ieremiah amaċ as Ierusalem do dhul go tír Bheniamin dá dealuġadh féin ansin as measc an pobail.
13. Agus an tan do bhí sé a ngeata Bheniamin do bhí Caiptin an gárda ansin, dár budh ainm Iriiah mac Selemiah, mic Hananiah, agus do ġlac sé an fáiġ Ieremiah ga rádh, atá tú ag dul do ṫáobh na Ccaldeanach.
14. Ansin a dubhairt Ieremiah, ni fíor sin, ni bfuilimsi ag dul go táobh na Caldeánach; aċ níor éist sé ris: ansin do ġlac Iriiah Ieremiah, agus thug sé ċum na bprionsadh é.
15. Uimesin do bhádar na prionsadha feargaċ re Ieremiah, agus do buáilsedar é, agus do ċuireadar a bpriosún é, a ttiġ Ionatan an scríobhnóir: óir do rinneadar priosún de.
16. A nuáir do ċuaidh Ieremiah don priosún, do na soilleiriḃ íosaraċa, agus do bhí Ieremiah ansin mórán do láeṫib:
17. Ansin do ċuir Sedeciah an Righ uadh, agus rug amaċ é, agus dfiafruiġ an Righ de go seireachéidheaċ an a tiġ, agus a dubhairt, an bfuil focal ar biṫ ón Tiġearna? agus a dubhairt Ieremiah, atá; óir ar seision, do bhéarṫar tusa a láimh Righ na Babilóine.
18. Tuilleadh oile, a dubhairt Ieremiah ris an Righ Sedeciah, cred do rinne misi ad aġaidhsi, nó a naġaidh do seirbiseach, nó a naġaidh an pobailsi, as ar ċuireadar a bpriosún mé?
19. Cáit a bfuilid anois bur bfáidhe do ṫairngir dibhsi, ga rádh, ni tiucfaidh Righ na Babilóine bur naġaidhsi ná a naġaidh na tíresi.
20. Uimesin éist a nois, iarraim dáṫċuinge ort, mo ṫiġearna an Righ, glactar mo ġearán, iarraim ort, dot laṫair; go naċ ccuirfe tú dfiacaibh orum filleadh go tiġ Ionatain an scríobhnóir, deagla go bfuiġinn bás ansin.
21. Ansin daiṫin Sedeciah an Righ go ccuirfedís Ieremiah a láimh a ccúirt an priosúin, agus go ttugaidís dó go láeṫeamhail cuid aráin as sráid an báiceir, nó go ccaiṫṫi arán na caiṫreach uile: marso dfan Ieremiah a ccúirt an priosúin.

CAIB.

## CAIB. 38.

AN sin do chualadar Sephatiah mac Mattan, agus Gedaliah mac Passur, agus Iucal mac Selemiah, 7 Passur mac Malchiah na briathra do labhair Ieremiah ris an bpobal uile, dá rádh,

2. Is mar so a deir an Tighearna,* an té anfas ansa chathairsi éugfaidh sé leis an cclaidheamh, leis an ngorta, agus leis an bplaigh; acht an té rachus amach chum na Ccaldeanach, mairfidh sé; óir do gheabhaidh a bheatha mar eadáil, agus mairfidh sé.

*Caib. 21.9.

3. Is mar so a deir an Tighearna, go deimhin do bhéarthar an chathairsi a láimh slóigh Righ na Babilóine, noch ghébhus í.

4. Uime sin a dubhradar na prionnsada ris an Righ, iarramaoid dathchuinge ort, cuirthear an té so chum báis: óir is mar so lagaighios sé láma luchta cogaidh na caithreachso, agus láma an phobail uile ag labhairt a leithéide so do bhriathraibh riu: óir ní hé leas na ndaoinese iarrus an fear so, acht a naimhleas.

5. Ann sin a dubhairt an Righ Sedeciah, féuch, atá sé ann bhur láimhsi, óir ní hé an Righ fhéadas aoinní do dhéanamh bhur naghaidh.

6. Ann sin do ghlacadar Ieremiah, agus do theilgiodar a cceárcair Mhalchiah mic Hammelech é, noch do bhí a ccúirt an phriosúin: agus do léigiodar Ieremiah síos lé córdaibh. Agus ní raibh uisce ar bith ansa ccarcair acht lábán; mar sin do chuaidh Ieremiah faói ansa lábán.

7. A nois a nuáir do chualaidh Ebed-melech an Tetiopeach, áon do na seomradóiribh do bhí a ttigh an Righ, gur chuireadar Ieremiah ansa charcair (an Righ na shuidhe an tan sin a ngeata Bheniamin)

8. Do chuaidh Ebed-melech amach as tigh an Righ, agus do labhair ris an Righ, gha rádh,

9. Mo thighearna an Righ, do rinne an muintirse uile olc ann gach ní dá ndearnadar ris an bfáigh Ieremiah, noch do theilgiodar ansa charcair: gheabha sé bás ré ocras ansa náit a bhfuil sé: óir ní bhfuil ní sa mó do arán ansa chathraigh.

10. Ann sin dfuagair an Righ do Ebed-melech an Tetiopeach, gha rádh, beir leat as so triochad fear, agus tóig suas Ieremiah as an ccarcair sul do gheabha sé bás.

11. Mar sin rug Ebed-melech na daoine leis, agus do chuaidh sé go tigh an Righ faói tigh na sto, agus rug sé leis as sin seinghiobail agus seinceirteacha lobhtha, agus do léig sé síos lé córdaibh iad don charcair chum Ieremiah

12. Agus a dubhairt Ebed-melech an Tetiopeach re Ieremiah, cuir anois na seinceirteacha so agus na seinghiobail lobhtha ann hasgallaibh faói na córdaibh; agus do rinne Ieremiah sin.

13. Mar sin do tharraingiodar a níos Ieremiah re córdaibh, agus tugadar suas as an ccarcair é, agus dfan Ieremiah a ccúirt an phriosúin.

14. Ann sin do chuir Sedeciah an Righ fios, agus rug sé an fáigh Ieremiah chuige don treas dul a steach atá a ttigh an Tighearna, agus a dubhairt an Righ re Ieremiah; fiafróchad mé ní dhíot, ná ceil aoinní orum.

15. Ann sin a dubhairt Ieremiah re Sedeciah, má foillsighim duit, nach ccuirfe tú go deimhin chum báis mé? agus má bheirim comhairle duit, a néistfe tú riom.

16. Mar sin do mhionnaigh Sedeciah an Righ go seicréideach do Ieremiah ga rádh, mar mhaireas an Tighearna do rinne an tanamso dhúinn, ní chuirfidh mé chum báis tú, agus ní bhéara mé tú a láimh na ndaoinesi iarrus do bhás.

17. Ann

17. An sin a dubhairt Ieremiah re Sedeciah, is marso a deir an Tigerna Dia na slóg Dia Israel, má théid tú amach go dtigernadh cum prionnsadh Righ na Babilóine, ann sin mairfidh hanam, agus ni loisgfighear an chathair se le teine, agus mairfidh tú féin, agus do tigh.

18. Acht muna ndeachaidh tú go prionnsaduibh Righ na Babilóine, ann sin bérthar an chathair si a láimh na CCaldeanach, agus loisgfid i lé teine, agus ni racha tusa as ó na lámhuibh.

19. Agus a dubhairt an Righ Sedeciah re Ieremiah, atá egla na Niudaigheadh orum do thuitim chum na CCaldeanach, deagla go ttiubhraidis iona lámhuibh mé, agus go mbeidis ag magadh orum.

20. Acht a dubhairt Ieremiah, ni sgéodhaidh siad tú: umhluigh, iarraim dáthchuinge ort, do ghuth an Tigerna noch labhraimsi riot: mar sin biaidh sé go maith agadsa, agus mairfidh hanam.

21. Acht má diúltann tú dul amach, sé so an focal do thaisbéin an Tigerna damhsa.

22. Agus féuch béarthar a [illegible] do fágbhadh a ttigh Righ Iúdah amach go prionnsaduibh Righ na Babilóine, agus a déarfaid na mná sin, do bhrostuigheadar do cháirde tú, agus rugadar buáidh ort: do slugadh do chosa ann sa lathaigh, agus dfilleadar siar tar a nais.

23. Mar sin do bhéarfaid siad amach do mhná uile, agus do chlann cum na CCaldeanach, agus ni racha tusa as ó na láim, acht glacfar tú lé láimh Righ na Babilóine: agus do bhéara tú fa dera an chathair si do loscadh le teine.

24. Ann sin a dubhairt Sedeciah re Ieremiah, na biodh fios na mbriathar so ag duine ar bith, agus ni mharbhfighear tú.

25. Acht má chluinid na prionnsadha gur labhair misi riot, agus go ttiucfaid cugad, agus go naibeóraid riot, innis dúinn anois cred a dubhairt tú ris an Righ, ná ceil orainn é, agus ni chuirfem chum báis tú; mar an ccédna cred a dubhairt an Righ riot?

26. Ann sin déarfa tú riu, do chuir mé mo ghearán a lathair an Righ, cor nach bfilleadh sé mé go tigh Ionatan dfagháil báis ann.

27. Ann sin tangadar na prionnsadha uile go Ieremiah, agus dfiafruigheadar de, agus dinnis sé dóib, do réir na mbriathar so uile daithin an Righ; ann sin do sguireadar do chomhrádh ris: óir nior mothuigheadh an chúis.

28. Mar sin do fan Ieremiah a ccúirt an phriosúin go ttáinic an lá fár gabhadh Ierusalem, agus do bhí sé ann sin an tan do gabhadh Ierusalem.

CAIB. 39.

ANNSA * naomhadh bliadhain do Shedeciah Righ Iúdah annsa dechmhadh mí táinic Nebuchadnessar Righ na Babilóine, agus a slúagh uile a nagaidh Ierusalem, agus do suigheadar na timcioll uirre. † 2 Riogh. 25. 1. Caib. 52. 4.

2. Agus annsa naomhadh bliadhain déag do Shedeciah annsa cceathramhadh mí, annsa naomhadh lá don mí, do briseadh sios an chathair.

3. Agus tangadar uile prionnsadha Righ na Babilóine a steach, agus do suigheadar annsa gheata meadhónach, eadhon Nergal-Sareser, Samgar-Nebo, Sarsechim, Rabsaris, Nergal-Sareser, Rabmag, maille ris an ccuid oile uile do prionnsaduibh Righ na Babilóine.

4. Agus tarla an tan do condairc Sedeciah Righ Iúdah iad, agus na fir chogaidh uile, gur teitheadar, agus go ndeachadar amach as an ccathraigh san oidhche a slighe gháirdin an Righ annsa gheata idir an dá balla, agus do chuaidh

seirsion amach a slighe an réitigh.

5. Acht do lean slúagh na Ccaldéanach iad, agus rugadar ar Shedeciah a réitib Iericho: agus an tan rugadar air, tugadar súas go Nebuchadnessar Righ na Babilóine é, go Riblah a ttír Hámat, áit a rug sé breitheamhnus air.

6. Ansin do mharbh Righ na Babilóine mic Shedeciah an Riblah as coimhe a shúl, do mharbh Righ na Babilóine fós uaisle Iúdah uile.

7. Tuilleamh oile, do chuir sé súile Shedeciah amach, agus do cheangail sé le slabhradhaibh é dá bhreith don Bhabilóin.

8. Agus do loisgeadar na Caldéanaigh tigh an Righ, agus tighthe an pobail uile le teine, agus do bhrisgeadar síos balladha Ierusalem.

9. Ann sin rug Nebusaradan Caiptin an gharda a mbraighdionas leis don Bhabilóin fuighioll na ndaóine do fágbhadh ansa chathraigh, agus an dream do theith chuige maille ris an ccuid oile don pobal do mhair.

10. Acht d'fág Nebusaradan Caiptin an gharda do bhochtaibh an pobail ag nach raibh aoinni a ttír Iúdah, agus tug sé fíneamhna, agus machaire dóibh an lá sin.

11. Anois tug Nebuchadnessar Righ na Babilóine cúram do Nebusaradan Caiptin an gharda a ttaóibh Ieremiah, ga rádh,

12. Glac é, agus féuch dó go maith, agus ná déan docar ar bith dó, acht déan dó ionnan agus mar a déarfa sé riot.

13. Mar sin do chuir Nebusaradan Caiptin an gharda uadh, agus Nebushasban, Rabsaris, agus Nergal-sharezer, Rabmag, agus uile phrionnsadha Righ na Babilóine:

14. Do chuireadarsan, agus rugadar Ieremiah amach as cúirt an phriosúin, agus tugadar go Gedaliah mac Ahicam mic Saphan é, dá bhreith don bhaile: ansin d'áitigh sé a measc an pobail.

15. Anois táinic briathar an Tighearna go Ieremiah, an fad do bhí sé iadhta súas a ccúirt an phriosúin, ga rádh,

16. Eirigh, agus labhair re Ebedmelech an Tetiopach, ga rádh, is mar so a deir Tighearna na slógh, Dia Israel, féuch, do bhéara mé mfocal air an ccathraigh se ar olc, agus ní ar mhaith, agus béidh ansa ló sin ad fiadhnaise sí.

17. Acht saórfuidh mé thusa san ló sin, a deir an Tighearna, agus ní tiubhartar thú a láimh na ndaóine re a bhfuil eagla agad.

18. Oir go deimhin saórfa misi thú, agus ní thuitfidh thú leis an cclaidheamh, acht biáidh hanam mar éadáil agad, do brigh gur chuir thú do dhóchus ionnamsa, a deir an Tighearna.

---

CAIB. 40.

AN briathar táinic go Ieremiah ón Tighearna, tar éis Nebusaradan Caiptin an gharda do léigion dó imtheacht as Ramah, a nuáir do ghab sé é, air mbeith dó ceangailte a slabhradhaibh a measc gach a rugadh a láimh ó Ierusalem, agus ó Iúdah, noch rugadh a láimh don Bhabilóin.

2. Agus do ghlac Caiptin an gharda Ieremiah, agus a dubhairt sé ris, is é an Tighearna do Dhia d'fúagair an tolcso air an náitsi.

3. Anois tug an Tighearna, agus do rinne sé do réir mar a dubhairt sé: do brigh gur peacaigheabhair a nagaidh an Tighearna, agus nár umhluigheabhair dá ghuth, uime sin táinic an nidhe so oraibh.

4. Agus anois, féuch, scaoilimse thú a niugh ó na slabhradhaibh, noch do bhí air do láimh: má's ion leat féin teacht liom don Bhabilóin, tar, agus féucfa misi go maith dhuit: acht muna bfaicthear dhuit teacht don Babilóin, fan: féuch, atá an tír

tir uile romad, gid be áit is ferr a-
gus is iomċubaiġ iona bfaicfiġer ort
dul, eiriġ ann.
5. Anois an fad nar imtiġ se ar
ais, a dubairt sé, eiriġ ar hais go Ge-
daliah mac Ahicam mic Sapan, noċ
dá ndearna Riġ na Babilóine úactar-
án ós cionn uile ċaitreċ Iúdah, agus
bí 'n comnuiġe iona foċair a measc an po-
bail: nó imtiġ mar a bfaicter ort
iomċubiaid dul. Annsin tug Caiptin
an ġárda biád agus luáiġeaċt dó, a-
gus do léig sé dó imteaċt.
6. Ann sin do ċuáid Ieremiah go
Gedaliah mac Ahicam go Mispah, agus
do comnuiġ sé iona foċair a measc na
ndaóine do fágbad ann sa tir.
7. Anois an tan do ċúaladar uile
Chaiptine na slóġ, noch do bí ann sna
maċairiġib, iad féin agus a muintir,
go ndearna Riġ na Babilóine úactar-
án do Ghedaliah mac Ahicam ann sa
tir, agus go ttug sé dó fir, agus
mná, ⁊ leinib, ⁊ do boċtaib na tire don
méid nac rugad a láim don Bhabilóin.
8. Ann sin tangadar go Gedaliah
go Mispah, eadon Ismael mac Neta-
niah, agus Iohanan, agus Ionatan
mac Careh, agus Seraiah mac
Tanumet, agus mic Ephai an Neto-
phatiteċh, agus Iesaniah mac Maa-
ċatitigh, iad féin agus a muintir.
9. Agus do mhionnuiġ Gedaliah mac
Ahicam mic Saphan dóib féin agus dá
muintir, ġá rád, na bíod eagla orraib
foghnam do na Caldéanaċaib, déanaid
comnuiġe ann sa tir, agus déanaid sein-
bis do Righ na Babilóine, agus ra-
ċaid sé go maiṫ dib.
10. Ar mo sonsa, feuch áitreo-
ċaid mé a Mispah dfoġnam do na Cal-
deánaċaib, noċ thiucfas ċugainn: aċt
cruinniġidsi fion, agus tóirṫe samraid,
agus ola, agus cuiriḋ ann bur soiti-
gib iad, agus comnuiġid ann bur ccai-
treaċaib, noċ do ġababair.
11. Mar an ccéadna a nuáir do ċúa-
ladar na Iúduiġe uile do bí ann Moab, a-
gus a measc na Nammoniteaċ, agus ann
Edom, agus an drong do bí ann sna huile
tíortaib, gur fág Righ na Babilóine
fuiġioll do Iúdah, agus gur ċuir sé
Gedaliah mac Ahicam mic Saphan ós
a ccionn;
12. Dfill na huile Iúduiġe as na
huile áitib ar dibreaḋ iad, agus tan-
gadar go tir Iúdah go Gedaliah go
Mispah, agus do ċruinniġeadar fion a-
gus mórán tóirṫe samraid.
13. Tuilleaḋ oile, táinic Iohanan
mac Careh, agus uile ċaiptine na
slóġ do bí ann sna maċairiġib, go Geda-
liah go Mispah,
14. Agus a dubradar ris: an
bfidir tusa go deimhin, gur ċuir Baalis
Righ na Nammoniteaċ Ismael mac Ne-
taniah dod marbad? aċt níor ċreid
Gedaliah mac Ahicam iad.
15. Ann sin do labair Iohanan mac
Kareh re Gedaliah ann Mispah go
seiċreideaċ, ġa rád, léig damsa im-
teaċt, iarraim ort, agus
muirfiḋ mé Ismael mac Netaniah, agus
ní biáid a fios ag aonduine: ċred fá
muirfead sé tusa, ċor go sgaóilfide na
huile Iúduiġe dar ċruinniġ ċugad, agus
go mbáiseoċtaói a fuiġioll ann Iúdah.
16. Acht a dubairt Gedaliah mac
Ahicam re Iohanan mac Careh, ni dé-
na tú an ni se, óir is breug labrus tú
ar Ismael.

## CAIB. 41.

ANois tárla ann sa seaċtmad
mi go ttáinic Ismael mac
Netaniah mic Elisamah
don tsíol ríoġa, agus prin-
ionnsada an Riġ, eadon deiċneabar fear
leis, go Gedaliah mac Ahicam go
Mispah, agus ann sin a dúadar arán
a bfoċair a ċéile ann Mispah.
2. Ann sin deiriġ Ismael mac Neta-
niah agus an deiċneabar fear do bí io-
na

na ḟoċair, agus do buáileadar Gedali-
ah mac Ahicam mic Saphan leis an
ccloidheamh, agus do ṁarbhadar é, noċ
dá ndeárna Rígh na Babilóine uaċta-
rán ós cionn na tíre.
3. Do ṁarbh fós Ismael na Iúduighe
uile do bhí iona ḟoċair, eadhon a bfarradh
Ghedaliah an Mhispah, agus na Cal-
deánaigh noċ do frith ann, agus na
fir ċogaidh.
4. Agus tárla an dara lá tar
éis Gedaliah do ṁarbhadh dó, agus naċ
raibh a fios ag duine ar biṫ,
5. Go ttáinic daóine áiriġh
ó Shechem, ó Shiloh, agus ó Sha-
máría, eadhon ceiṫre fiċid fear a-
gá rabhadar a bfésóga bearrṫa, agus
ar na ngearradh féin maille re hosnáluibh
agus tabhartas iona láṁuibh dá ttabhairt go
tigh an Tighearna.
6. Agus do ċuáidh Ismael mac Ne-
taniah amaċ as Mhispah na ccoinne, ag
gul ar fad ag imṫeaċt dó, agus tár-
la mar do ṫeagṁuigh dóibh, go ndubhairt
sé riu, tigidh go Gedaliah mac Ahi-
cam.
7. Agus is amhluidh bhí a nuáir tan-
gadar go lár na ccaiṫreaċ, gur ṁarbh
Ismael mac Netaniah iad a lár an
luig, é féin ⁊ an muinntir do bhí iona ḟo-
chair.
8. Aċt do frith deiṫneabhar fear
iona measc a dubhairt re Ismael, ná marbh
sinne: óir atá ionnmus againn insa
machaire, do chruithneachd, agus d'eor-
na, agus ola, agus do ṁil: ann sin
do ċoisc sé, agus níor ṁarbh sé iad a
measc a ndearbhráiṫreaċ.
9. Anois do bé an loc, ar ṫeilg
Ismael corp marbha na ndaóine (noch
do ṁarbh sé a ttaobh Ghedaliah) do
rinne Asa an Rígh ar eagla bhaasa Rígh
Israel, agus do líon Ismael mac Ne-
taniah é leis an ndroing do mar-
bhadh.
10. Ann sin rug Ismael leis a láim
an ċuid oile don ṗobal uile do bhí an
Mhispah, eadhon ingeana an Rígh, agus
na daoine uile d'fan an Mhispah, noch
do ṫáobhuigh Nebuzaradan caiptin an
ġárda re Gedaliah mac Ahicam agus
rug Ismael mac Netaniah leis iad,
agus dimṫigh sé ċum dul anonn gus na
Hammoniteaċaibh.
11. Aċt a nuáir do ċualaidh Joha-
nan mac Careh, agus uile Chaiptine
na slógh do bhí iona ḟoċair, a nuile olc
dá ndeárnaidh Ismael mac Netaniah,
12. Ann sin rugadar leó na daóine
uile, agus do ċuadar do ṫroid re
Hismael mac Netaniah, agus fuara-
dar é láimh ris na huiscedhuibh móra atá
a Ngibeon.
13. Anois tárla a nuáir do ċon-
dairc a raibh do ḋaóinibh a bfoċair Ismael
Iohanan mac Careh, agus uile Chaip-
tine na slógh do bhí iona ḟoċair, ann sin
da bhádar luaṫġáireaċ.
14. Mar sin ṫainic an pobal uile
rug Ismael a láim ó Mhispah fa ccu-
áirt, agus diompóighedar, agus do
ċúadar go Iohanan mac Careh.
15. Aċt do ċuaidh Ismael mac Ne-
taniah as ó Iohanan maille re oċar
fear, ⁊ do ċuaidh sé gus na Hammoni-
teaċaibh.
16. Ann sin rug Iohanan mac Careh
agus uile Chaiptinighe na slógh do bhí
iona ḟoċair fuighioll na ndaóine uile, noċ
do bhean sé do Ismael mac Netaniah ó
Mhispah (tar éis Gedaliah mac Ahi-
cam do ṁarbhadh dó) eadhon fir láidre ċo-
gaidh, ⁊ na mná, ⁊ na leanba, ⁊ na scem-
sadóirighe, noċ ṫug sé a ris ó Ghibeon.
17. Agus do ġluáisiodar, agus
dáiṫreabhadar a náiṫreabh Chimham, noċ
atá láimh ré Betlehem, do dul a steaċ
don Negipt,
18. Do bhrígh na CCaldeánaċ: óir
do bhádar eagla roṁpa, do bhrígh gur
ṁarbh Ismael mac Netaniah, Gedaliah
mac Ahicam, noċ dá ndeárna Rígh na
Babilóine uachtarán ansa tír.

CAIB.

## CAIB. 42.

AN sin tangadar Caiptine
uile na slóġ a bḟoguis, a-
gus Iohanan mac Careh
agus Iezaniah mac Hosa-
iah, agus an pobal uile
ó beg go mór.
2. Agus a dubradar ris an bfáiġ
Ieremiah, guiḋmid ṫú, tuiteaḋ ar ngearán
ad laṫair, agus guiḋ ar ar son ċum an
Tiġearna do Dhia, eadhon ar son a nfuig-
ȝillsi uile: (óir níor fágbaḋ aguinn aċt
beagán do mórán, mar do ċíd do ṡúile
sin)
3. Chor go ttaisbeanfá an Tiġear-
na do Dhia dúinn, an tsliġe iona bfeḋ-
fam siubal, agus an ni fheḋfam do ḋé-
nam.
4. Ann sin a dubairt Ieremiah an
fáiġ riu, do ċuala mé sib: féuċ, guiḋ-
fiḋ mé ċum an Tiġearna bur Ndia do
réir bur mbriaṫar, agus tiucfaiḋ a
ccrić gidh bé ar biṫ ni freagoruis an
Tiġearna dibsi, go bfoillseoċa mé dib é:
ni coimeocad aoinni ar ccúl uaib:
5. Ann sin a dubradar ré Ieremiah,
bioḋ an Tiġearna na fiaḋuin firinniġ di-
lis eadruinn, muna ndearnam do réir na
nuile neiṫe ar son a ccuirfiḋ an Ti-
ġearna do Dhia ċugainn ṫú.
6. Mas maiṫ nó mas olc é, uimleo-
ċam do ġlór an Tiġearna ar Ndia, ċum
a ccuirmid ṫusa; ċor go mbeiṫior go
maiṫ aguinn an tan uimleoċam do ġuṫ
an Tiġearna ar Ndia.
7. Agus tárla déis deiċ lá go
ttáinic briaṫar an Tiġearna go Iere-
miah.
8. Ann sin do ġoir sé Iohanan mac
Careh agus uile Chaiptine na slóġ
noċ do bí iona foċair, agus an pobal
uile ó beg go mór,
9. Agus a dubairt sé riu, is mar-
so a deir an Tiġearna Dia Israel, ċum
ar ċuireabhair misi dfoillsiuġaḋ bur ngea-
ráin dó,
10. Má fantaoi a ccomnuiḋe ann sa
tírse, ann sin cuirfiḋ misi suas sib, a-
gus ni sraoilfe mé sios sib, agus
plainnteoċa mé sib, agus ni ttarreongha
mé a nios sib: óir is aiṫreaċ liom an
tolc do rinne mé oruibh.
11. Ná bioḋ eagla Riġ na Babilóine
oruibh re a bfuil eagla aguibh: ná himea-
gluiġe roimhe, a deir an Tiġearna, óir
atáimsi lib dá bur sáoraḋ, agus dá
bur ttárṫáil as a láim.
12. Agus taisbéanfa mé grása dib,
ċor go mbia truáiġe aigesion dib,
agus go ttuga sé oruibh filleaḋ dá bur
ndúṫaiġ féin.
13. Aċt má deartaói, ni coimneo-
ċam ann sa tírsi, agus gan umluġaḋ
do ġuṫ an Tiġearna bur Ndia,
14. Gha ráḋ, ni heaḋ, aċt raċam go
crić na Hégipte, mar naċ bfaicfiom
cogaḋ ar biṫ, agus naċ ccluinfiom
fuáim an stuic, agus naċ bfuiġiom o-
cras aráin, agus coimneoċam ann sin:
15. Agus anois uime sin éistiġ fo-
cal an Tiġearna, sibsi a fuiġioll Iudah,
is marso a deir Tiġearna na slóġ Dia
Israel, má cuirtaoise bur naiġṫe go
hiomlán ar dul don Négipt, agus im-
ṫeaċt agus dul do ċomnuiġe ann.
16. Ann sin tiucfaiḋ a ccrić, an
cloiḋeam roimhe a raib bur neagla go mbia-
ra sé oruibh a ttír na Hégipte, agus
an gorta re a bfuil eagla oruibh go lean-
faiḋ sé go luáṫ sib don Négipt, agus
éugfuiḋe ann sin.
17. Mar sin bias ag a nuile ḋaoine
ċuirfios a agaiḋ ar dul ar ċuairt don
Négipt: éugfaiḋ leis an ccloiḋeam,
leis an ngorta, agus leis an bpláiġ:
agus ni mairfiḋ aonduine aca, agus ni
raċaiḋ as ó nolc do bearas misi orra.
18. Oir is marso a deir Tiġearna
na slóġ Dia Israel, mar do dóirteadh
mfearg agus mo ċuṫaċ amaċ ar áitreaɼ-
ṫaċaib Ierusalem, is mar sin dóirt-
fiġear mfearg amaċ oruibhsi, an tan ras-
aoi don Négipt: ⁊ beiṫi mar mallugaḋ,
agus mar uaṫbas, ⁊ mar mhallacht,
agus

agus mar ṁarla, agus ni ḟaicfiḋe
a náitsi ni sa ṁó.
19. A dubhairt an Tiġerna dá bur
ttáob, a ḟuiġioll Iúdah, ná héirgiḋe
don Négipt: bioḋ a ḟios aguiḃ go
deimin gur ċomhairliġ misi sibh a niuġ.
20. Oir do léigeabhair orruiḃ ann bur ccro-
iḋṫib a nuáir do ċuireabhair misi ċum an
Tiġerna bur Ndia ga ráḋ, guiḋ ar
ar soiṁe ċum an Tiġerna ar Ndia,
agus do réir a nuile ni dhéanas an
Tiġerna ar Ndia, marsin innis dhúinn, a-
gus do dhéanamne é.
21. Agus a nois dfoillsiġ mé dibh
é niuġ, acht nior umhluiġeabhair do ġuṫ an
Tiġerna bur Ndia, nó daóinní ar son
ar ċuir sé misi ċugaiḃ.
22. Anois uimesin bioḋ a ḟios
aguiḃ go dearbhṫa go néugfuiḋe leis
an ccloiḋeaṁ, leis an ngorta, agus
leis an bpláiġ, annsa náit ar mian liḃ
dul, agus comhnuiġe do dhéanaṁ ann.

CAIB. 43.

AGus tárla an tan do ċrioċ-
nuiġ Ieremiah labhairt ris an
bpobal uile briaṫra an Ti-
ġerna a Ndia, ar son ar
ċuir an Tiġerna a Ndia ċuca é,
eadhon na briaṫrasa uile,
2. Annsin do labhair Asariah ṁac
Hosaiah, agus Iohanan ṁac Careah,
agus na daóine uáiḃreaċa uile, ga
ráḋ re Ieremiah, labhraiḋ tú bréug:
ni hé an Tiġerna ar Ndia do ċuir
ṫú dá ráḋ, ná héiriġ don Négipt do
ċomhnuiḋe annsin.
3. Acht asé Baruch ṁac Neriah
do brostuiġ ṫú ar nagaiḋne dar ttа-
bhairt a láiṁ na CCaldéanach, ionnus
go ccuirdis ċum báis sinn, agus go
mbeirdis sinn a láiṁ don Bhabilóin.
4. Marsin nior umhluiġ Iohanan
ṁac Careah, agus uile ċaiptíne na
slóġ, agus an pobal uile do ġlór

an Tiġerna, do ċomhnuiḋ a ttír Iúdah.
5. Acht rug Iohanan ṁac Careah,
agus uile ċaiptíne na slóġ léo fui-
ġioll Iudah uile dfill ó gaċ uile
ċríċ ann ar dibreaḋ iad do ċomhnuiḋe
a ttír Iúdah.
6. Eadhon fir, agus mná, agus
leanba, agus inġeana an Riġ, agus
gaċ áon dar ḟág Nebusaradan caip-
tín an ġárda ag Gedaliah ṁac A-
hicam ṁic Saphan, agus Ieremiah an
fáiġ, agus Baruch ṁac Neriah.
7. Marsin ṫangadar go ċríċ na
Hégipte: óir nior umhluiġeadar do ġuṫ
an Tiġerna; marso ṫangadar go
Tahpanċes.
8. Annsin ṫáinic focal an Tiġer-
na go Ieremiah ann Tahpanċes, gha
ráḋ,
9. Glac cloċa móra ann do láimh,
agus foluiġ iad annsa ċriaidh a sorn
na mbriceaḋ, noċ atá ag dul a steaċ
tiġe Pharao ann Tahpanċes a ra-
darc ṁuintire Iúdah;
10. Agus abair riu, marso a deir
Tighearna na slógh Dia Israel, féuċ
cuirfe mé, glacfa mé Nebuchadnes-
sar mó ṡeirbhiseach Righ na Babi-
lóine, agus cuirfiḋ mé a ċaṫaóir ar
na cloċaibhsi dfoluigh mé, agus leaṫ-
noċuiḋ sé a ṗáilliun ríoghamhuil ósa
ccionn.
11. Agus an tan ṫiucfas sé,
buáilfiḋ sé tír na Hégipte, an * ṁéid
atá ċum báis, don bás; agus an ṁéid  + Caib. 15. Sech. 11.
atá ċum daoirsine, don dóirsine;
agus an ṁéid atá ċum an ċloiḋiṁ,
don ċloiḋeaṁ.
12. Agus lasfuiḋ sé teine a ttiġ-
ṫib dhée na Hégipte, agus loisg-
fiḋ sé iad, agus béura leis a láim
iad; agus éideoċuiḋ é féin lé dúṫaigh
na Hégipte, mar ċuirios tréoruighe na
ccáorac a ċulaiḋ uime, agus imeoċuiḋ
sé amaċ as sin a síoṫċáin.
13. Brisfidh sé fós iomáighe Bhet-
semes atá a ccríċ na Hégipte, agus
loisgfighear tighṫe dhée na Négip-
teach lé teine.

## CAIB. 44.

AN focal ṫáinic go Ieremiah a ttaoḃ na nuile Iúduighe, noċ ċomnuighios a ccrich na hÉgipte, noċ áitreabhas ag Migdol, agus ag Tahpanċes, agus ag Noph, agus a ttír Phatros, gha rádh,

2. Is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel, do ċonncabhair a nuile olc ṫug misi ar Ierusalem, agus ar ċaiṫreaċaibh Iúdah uile; agus féuchuidh, a niugh atáid siad na bfásach, agus ni áitreabhann duine ar biṫ ionnta.

3. Do brigh a nuile do rinneadar dom bhrostughadh ċum feirge, an tionad a ndeaċadar do losgadh tuise, agus dfoghnaim do ḋéeibh oile, naċ ar baiṫne ḋóibh, ḋóibh féin, ḋibsi, ná dá bhur naiṫribh.

4 Maṫá gur ċuir misi ċugaibh mo ṡeirbhisigh na fáiġe, ag éiriġe go moċ, agus agá ccur uáim, ġa rádh, oh ná deanuidh an ni adhfuaṫmarso noċ fuaṫuighimsi.

5. Acht níor éisteadarsan, ni mó do ċláonadar a ccluás dfilleadh ó na nolc, gan tuis do biṫ do loscadh do ḋéibh oile.

6. Uimesin do dóirteaḋ amaċ mo aimtear, agus mfearg, agus do lasadh í a ccaiṫreaċaibh Iúdah, agus a sráidibh Ierusalem, agus atáid na bfásaċ, agus uáigneaċ do réir an láe a niuġ.

7. Uimesin anois is marso a deir an Tighearna Dia na slóġ, Dia Israel, creud fá ndéinti an tolc mórso a naġaidh bhur nanmann, do ġearradh uaibh amaċ fear agus bean, leanabh agus naoidhean amaċ as Iúdah, go naċ bfáguidh fuiġioll agaibh re marṫuin:

8. An tionad an bhrostuiġeabhair misi ċum feirge le hoibreaċaibh bhur láimh, ag losgaḋ tuise do ḋéibh oile a ccriċ na hÉgipte mar a ndeaċabhair do ċomnuiḋe, ċor go ngearrfaidh sibh amaċ, agus go mbeiṫ sibh mar malluġaḋ, agus mar scannail a measc uile ċineadhach an domhuin.

9. Nar dearmadabhair uile bhur naiṫreadh, agus uile Ríġṫeaḋ Iúdah, agus uile a mban, agus bhur nuile féin, agus uile bhur mban, noċ do rinneadar a ttír Iúdah, agus a sráidibh Ierusalem?

10. Níor humluiġeaḋ iad gus a niuġ, ni mó do úamhnuiġeadar nó do siubhluiġeadar ann mo dhliġeadhsa, nó ann mo statuidibh, do ċuir mé rómhuibh, agus roimhe bhur naiṫribh.

11. Uimesin is marso a deir Tiġearna na slóġ Dia Israel, * féuċ, † cuirfe misi maġaidh bhur naġaidhsi ċum uile, agus do ġearradh amaċ Iúdah uile.

12. Agus glacfa mé fuiġioll Iúdah do ċuir a naiġṫe do dhul go criċ na hÉgipte ar ċuáirt annsin, agus sgriosfuiġior uile iad, agus tuitfid a ccrich na hÉgipte: eadhon muirfiġear iad leis an ccloidheamh, agus leis an ngorta, agus éugfuid siad ó beag go mór leis an ccloidheamh, agus leis an ngorta, agus béid na malluġadh, agus na nuaṫbhás, agus na mallachd, agus na scannail.

13. Oir smaisfeoċuiġ misi an drong áitreabhas a ccrich na hÉgipte mar do smachtuiġ mé Ierusalem leis an ccloidheamh, leis an ngorta, agus leis an bplaiġ.

14. Ionnus nach racaidh as, agus naċ mairfidh aoinneaċ dfuiġioll Iúdah dá ndeaċaidh go criċ na hÉgipte do ċomnuiḋe annsin, lé bfillfidis go tír Iúdah mar a bfuil fonn orra an méid racas as.

15. Annsin do freagair a nuile duine dá raibh a fios gur loisgeadar a mná tuis do ḋéeibh oile, agus na huile mná dar sheasamh na bfochair a ccoimhtionól mór, eadhon an pobal uile dáitreibh a ccriċ na hÉgipte, ann Patros, do Ieremiah, ġa rádh, 16. Ar

† Amos 9. 4.

16. Ar son an focail do labhrais tú rinne a nainm an Tigherna, ni éistfiom riot:

17. Acht do dhénam go deimhin gach uile ní dá ttéid amach as ar mbeul féin do losgadh túise do * bhainríoghain neime, agus do dhórtadh offrála dighe dhi, mar do rinnemar féin, agus ar naithre, ar Righthe, agus ar bprionnsadha a ccaithrechaibh Iúdah, agus a sráidibh Ierusalem: óir an sin do bhí sáith aráin aguinn, agus do bhámar go maith, agus ni facamar olc ar bith.

* Caib. 7. 18.

18. Acht ó nuair fár sguireamar do losgadh túise do bhainríoghain neime, agus offráil dighe do dhórtadh amach dhi, do bhí easbhuidh a nuile neithe maithe orainn, agus do marbhadh sinn leis an cclaidheamh, agus leis an ngorta.

19. Agus * an tan do loisgemar túis do bhainríoghan neime, agus do dhóirtemar amach offrála dighe dhi, a ndearnamar cácadha dhi dá hadhradh, agus do dhórtadh offrála dighe dhi a a bfeagmhuis ar bfear?

* Caib. 7. 18.

20. Ansin a dubhairt Ieremiah ris an bpobal uile, ris na fearaibh, agus ris na mnáibh, agus ris an bpobal uile tug an freagra sin air, ga rádh,

21. Nach ar chuimhnigh an Tigherna an túis do loisgeabhair a gcaithrechaibh Iúdah, agus a sráidibh Ierusalem, sibh féin, agus bhur naithre, bhur Righthe agus bhur bprionnsadha, agus daoine na tíre, agus nach ttáinig sé ann a inntinn?

22. Ionnus nar fhéd an Tigherna iomchar ni budh faide, do bhrigh uile bhur ngníomhartha, agus do bhrigh na ngráinemlacht do rinnebhair: uime sin atá bhur ttír na fásach, agus na huathbhás, agus na mallughadh gan áitreabhtach, mar atá a niugh.

23. Do bhrigh gur loisgeabhair túis, agus do bhrigh gur pheacaigheabhair a naghaidh an Tigherna, agus nar umhlaigheabhair do ghuth an Tigherna, agus nár shiubhlaigheabhair iona dhlighe, nó iona reachtaibh, nó ann a fiadhnuisibh; uime sin táinic an tolc so oraibh, mar atá a niugh.

24. Tuilleamh oile, a dubhairt Ieremiah ris an bpobal uile, agus ris na mnáibh uile, éistigh briathar an Tigherna, a Iúdah uile atá a ccrich na Hégipte.

25. Mar so a deir Tigherna na sloigh Dia Israel, ga rádh, do labhrabhair féin, agus bhur mná araon lé bhur mbeul féin, agus do chríochnaigheabhair le bhur lámhaibh, ga rádh, coimhlionfam go deimhin ar mboide tugamar do losgadh túise do bhainríoghain neime, agus do dhórtadh offrála dighe dhi; daingneochthaoi go deimhin bhur mboide, agus coimhlíonfaidhe go deimhin bhur mboide.

26. Ar a nadhbharsin éistigh briathar an Tigherna, a Iúdah uile comhnuighios a ccrich na Hégipte, feuchaidh, tug misi mionna fá mainm mór, a deir an Tigherna, nach ainmneochar mainm ní sa mó a mbeul aoinfhir ar bith do Iúdah a nuile chrich na Hégipte, gha rádh, mairidh an Tigherna Dia.

27. Feuch, biaidh misi ag faire ós a cciond chum uilc, agus ni har mhaith; agus mhuirfighear a nuile dhuine do Iúdah biasa ann sa Négipt leis an cclaidheamh, agus leis an ngorta, nó go raibh deireadh aca.

28. Gidheadh an uimhir beag rachas as ón cclaidheamh, fillfid siad ó chrich na Hégipte go tír Iúdah: 7 fuighioll Iúdah uile do chuaidh go crich na Hégipte ar cuairt, aithéonaid cia híad na focail seasfas, mfocailse nó a bfocailsion.

29. Agus biaidh so mar chomhartha agaibh, a deir an Tigherna, go smaichteocha misi sibh ann sa náitsi, chor go naitheontaoi go seasfaid mfocailsi go deimhin ann bhur naghaidh ar olc.

30. Is mar so a deir an Tigherna, feuch, do bhéara mé Pharao hophra Righ na Hégipte a láimh a námhad, agus a láimh na druinge iarras a bhás, mar tug mé Sedeciah Righ Iúdah a láimh Nebuchadnesar Righ na Babilóine a námhaid, agus dhiarr a bhás.

CAIB.

## CAIB. 45.

AN focal do labhair Ieremiah an fáidh ré Baruch mac Neriah, a nuair do scriobh sé na briathrasa a leabhar ó bhéul Ieremiah, anns a cheathramhadh bliadhain do Iehoiacim mic Iosiah Righ Iúdah, ag rádh,

2. Is marso a deir an Tighearna Dia Israel riotsa, a Bharuch,

3. A dubhairt tú, a mairg damhsa a nois, óir do chuir an Tighearna doilgios a ccionn mo dhóbhróin, do anbhfainnigh mé ann mo osnadhaibh, agus ni fhaghaim suaimhneas ar bith.

4. Is marso a dearfa tú ris, a dubhairt an Tighearna marso, féuch, brisfidh mé sios an ni do chuir mé súas, agus an ni do phlanduigh mé tairreongha mé a nios, eadhon an tírse go hiomlán.

5. Agus a niarrann tusa neithe móra dhuit féin? ná hiarr; óir féuch do bhéara misi olc ar a nuile fheóil, a deir an Tighearna: acht do bhéara mé hanum dhuitse * mar éadáil anns a nuile

*Caib.39.18. ball a racha tú.

## CAIB. 46.

BRiathar an Tighearna noch tháinic go Ieremiah an fáidh a naghaidh na ngeinteadh.

2. A naghaidh na Hégipte, a naghaidh slóigh Pharao Necho Righ na Hégipte, noch do bhi láimh ré habhuinn Euphrátes ann Carchemis, noch do bhuail Nebuchadnessar Righ na Babilóine anns a cceathramhadh bliadhain do Iehoiacim mac Iosiah Righ Iúdah.

3. Sleusuighidhe an bhucléir, agus an sgiath, agus tigidh a bfogus don chath.

4. Ughmuighidh na heic, agus éirghidhe súas, a mharcshlúagh, agus cuiridh orraibh an téidedh.

5. Créd fa bhfaca mé ag ainbhfainneadh iad, agus ag filleadh ar a ccúl, agus a ndaóine neartmhara buáilte síos, agus ar tteitheadh go lúath, agus gan féuchain na ndiáigh? óir do bhi eagla timchioll fa ccuáirt, a deir an Tighearna.

6. Ni theithfidh an duine lúath, agus ni léigfidhear an duine neartmhar do dhul as; do gheabhaid siad tuisleadh, agus tuitfid do tháoibh an tuáisceirt, láimh ré habhuinn Euphrátes.

7. Cia hé so tig súas amhuil tuile agá bfuilid a uisgeadha ag corrughadh mar na srotha?

8. Eireochaidh a Négipt súas amhuil tuile, agus corraighthear a huisgeadha súas amhuil aibhne, agus a deir sé, racha mé súas, agus foilleocha mé an talamh; sgriosfa mé an cathair, agus a háitreabhtacha.

9. Tigidh súas, a eacha, agus iompúaighidh a charbada, agus tigeadhs na daóine neartmhara amach, na Hetiopigh, agus na Libianaigh glacus an sciath, agus na Lidianaigh glacus agus cromas an bogha.

10. Oir issé so lá an Tighearna Dia na slógh, lá an dioghaltais, con go ndígheoladh sé é féin ar a náimhdibh: agus sluigfidh an cloidheamh, agus sáiseochthar é, agus cuirfighear ar meisge é le na bfuil sion: óir atá iodhbairt ag an Tighearna Dia na slógh anns a tir tuaigh láimh ré habhuinn Euphrátes.

11. Eirigh súas go Gileadh, agus glac ice, a mhaighdion a ingean na Hégipte: is go diomhaóin glacus tú mórán leighis; óir ni leigheosthar tú.

12. Do chúala na cineadhacha do náire, do lion do chomhgháir an tir: óir do thuisligh an duine neartmhar a naghaidh an chumasaigh, agus do thuiteadar

aráon a naóinfheacht.

13. An focal do labhair an Tighearna ré Ieremiah an fáidh, mar thiucfadh Nebuchadnezzar Righ na Babilóine, agus go mbuáilfeadh sé criocha na Hégipte.

14. Foillsighidhe san Négipt, agus fúagraidh an Migdol, agus innsidh an Noph, agus an Tahpanhes abraidh: seas go daingion, agus ullmhaigh tú féin; óir muirfidh an cloidheamh fa ccuáirt ad timcioll.

15. Creud as ar sgúabadh do dháoine neartmara uait? níor sheasadar, do bhrigh gur dhíochuir an Tighearna iad.

16. Thug sé ar mhórán tuitiom, agus do thuit áon ar a chéile, agus a dubhradar, éirgidh, agus pillam a ris chum ar ndaóine féin, agus go tir ar ndúthchais ó chloidheamh na dibfeirge.

17. Déighmiodar ansin, ní bhfuil acht tormán an Phárao Righ na Hégipte, do sháruigh sé a nuáir chinnte.

18. Mar mhairimsi, deir an Righ darab ainm Tighearna na slógh, go deimhin mar atá Tabor a measg na sliabh agus amhail atá Carmel láimh ris an bhfairge, is marsin thiucfas sé.

19. A ingean áitreabus an sa Négipt, déin soithighe duit féin chum dul a mbraighdionas; óir biáidh Noph na fásach, agus uáignech gan áitreabhtách.

20. Is cosmhail a Négipt ré colltach bhreághda, acht tig an tainmilleadh: tig sé ón ttuáisceart.

21. Atáid fós búannaighe iona meadhón amhail lóigha biadta: óir atáidsion fós ar na bpilleadh ar a nais, agus do teichiodar a naoinfheacht; níor sheasadar do bhrigh go ttáinic lá a naimdeasi orra, agus aimsir a ccúartaighthe.

22. Rachaidh a ghuth sin amach amhail nathair nimhe; óir rachaid air a naghaidh ré slúagh, agus tiucfaid na haghaidh lé túaghaibh, mar búanadóa connaigh.

23. Gearrfaid siad sios a fonaois, a deir an Tighearna má tá nach féidir a sgrionadh, do bhrigh gur lia iad ná an dreóllán tsgsbhaidh, agus nach féidir a náireamh.

24. Náireocthar ingean na Négipte, do bhértar a láimh muintire an tuáisceirt í.

25. A deir Tighearna na slógh Dia Israel, féuch, smaicteocha misi sluagh No, agus Pharao, agus a Négipt maille le na ndéibh, agus ré na Rightibh, eadhon Phárao, agus a nuile duine dhóthchuisighios ann. Isa. 8.

26. Agus reochóda mé iad a láimh na druinge iarrus a mbás, agus a láim Nebuchadnezzar Righ na Babilóine, agus a láimh a sheirbhiseach: agus na dhiáigh sin áitreocthar í, mar is na láethibh a nallód, a deir an Tighearna.

27. * Acht ná heaglaighse, ó mo sheirbhiseach Iácob, agus ná bi ar bhfan a Israel; óir féuch, cuimhdeocha misi thú ó imchéin, agus do shliocht ó thir a ndaoirsine: agus pillfidh Iácob, agus biáidh sé a suáimneas agus a socamul, agus ní chuirfidh duine ar bith eagla air. * Isa. 41.13. & 43.5. & 44.2. Cab. 30.10.

28. Ná bíodh eagla ort, a Iácob mo sheirbhiseach, a deir an Tighearna, óir atáimsi maille riot; do dhéana mé criochnughadh iomlán do na uile chineadh, chum ar theilg mé thú, * acht ni chuirfidh mé deireadh iomlán leatsa, acht smaichteocha mé thú a measardhacht, gidheadh ni fhágfidh mé thú go hiomlán gan smachtugadh. * Cab. 30. 11. & 10.24.

## C A I B. 47.

BRiathar an Tighearna tháinic go Ieremiah an fáidh a naghaidh na bhPhilistíneach, sul do buáil Pharao Gaza.

2. Is marso a deir an Tighearna, féuch, éireochaidh uisgeadha suas ón ttuaisgeart, agus biaidh na ttuile tar bruach, agus báitfidh an tír, agus a nuile ní dá bhfuil ann, an chathair, agus an drong áitreabhus innte: annsin coimgeófaidh na daoine, agus nuallfaidh uile áitreabhthacha na tíre. †Isa.8.7.

3. Le fuáim cloichbéimnigh bonn a gceach láidir, agus le roithrem a charbad, agus le toirnbhlisgadh a roithlén, ni féuchfaidh ná haithre siar ar an cclainn tre laige lámh.

4. Do bhrígh an láe tig do milleadh na bhPhilistíneach uile, agus do ghearradh ó Thior agus ó Shidon a nuile chúntighthe dá maireann: óir creachfaidh an Tighearna na Philistínigh, fuighioll tíre Chaphtor.

5. Tháinic maóile ar Ghaza: do ghearradh amach Ascelon maille re fuighioll a ngleanna: cá fad ghearrfas tú tú féin?

6. O a chloidhimh an Tighearna, gá fad nó go mbia tú suáimhneach? cuir a stteach tú féin ann do dhúbla, bi ciúin, agus suáimhnigh.

7. Ciondus is féidir dó beith suáimhneach, ó thug an Tighearna aithne dó a naghaidh Ascelon, agus a naghaidh tráighe na fairrge? ann sin dorrdaigh sé é.

## C A I B. 48.

A Naghaidh Mhoab is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel, a mairg do Nebo, óir atá sí airgthe: do náirigheadh Ciriataim, agus do gabhadh í: atá Misgab ar na náiriughadh, agus atá sí anbfann.

2. Ni biaidh niosa mó do moladh ar Mhoab, do thionnsgnadar olc na haghaidh an Hesbon; deanam: gearram amach í ó beith na cinead: gearrfuighear fós síos tú, a Mhadmen, leanfaidh an cloidheamh tú.

3. Biaidh guth a néighim ó Horonaim, creachadh agus aidhmilleadh mór.

4. Atá Moab ar na sgrios, tug haóin beaga fa deara coimheach do chluinsion.

5. Oir a ndul suas Luhit racaidh *gul gnáthach suas; óir a ndul síos Horonaim do chualadar an náimhde gut a naidhmillte.

6. Teithidh, tearnaidh bhur nanmanna, agus bídh cosmhuil ris an *bhfráoch ann sa bhfásach. ‡Caib.17.6.

7. Oir do bhrígh gur chreid tú ann hoibreachaibh, agus ann hionnmhusaibh, gébhthar tusa fós, agus racha Chemos amach a mbraighdionas, maille re na *sagartaibh, agus re na prionnsadhaibh a náoinfeacht. †Caib.10.5.

8. Agus tiucfaidh an creachadóir ar gach uile chathraigh, agus ni racaidh cathair ar bith as: millfighear fós an gleann agus sgriosfuighear an réidhtheach, mar do labhair an Tighearna.

9. Tugaidh sciathán do Mhoab, chor go tteitfidh sé, agus go nimeochaidh sé roimhe, óir béid a cathracha uaighneach gan áitreabhach ar bith ionnta.

10. Go madh mallaighthe an té do ni oibreacha an Tighearna go mealltach, agus go madh mallaighthe an té choimhéadus a chloidheamh ar ais ó fhuil.

11. Do bi Mhoab a suáimnes ó na
óige; agus do ṡuiġiḋ sé ar a moirtib,
agus nior folmuigheaḋ é ó soiṫeaċ go
soiṫeaċ: ni mó do ċuáiḋ a mbraiġdionas;
uimesin maiḋ a blas ann féin, agus
nior háṫruiġeaḋ a bolaḋ.
12. Uimesin, féuċ, tiucfuiḋ na
láeṫe, a deir an Tigearna, go ccuir-
fiḋ misi ruágaireaḋa ċuige, ċuirfios dfia-
ċaib ar seaċrán do ḋénam, agus foilmeo-
ċus a soiṫeaḋa, agus brisfios a mbui-
déil.
13. Agus biáiḋ náire ar Mhoab fa
Chemos, mar do bi tigh Israel náireaċ
fa Bhetel a ndóṫċus.
* 1 Kingh. 12. 29. 14. Cionnus a deartaóise, atá-
maóidne ar bfearuib cumaċtaċa, agus
neartmara ċum an cogaiḋ?
15. Do creaċaḋ Mhoab, agus do
ċuáiḋ sé suas as a ċaiṫreaċaib, do
ċuáiḋ toga a ḋaóine óga sios ċum a
náir, a deir an Rig, dar bainm
Tigearna na slóġ.
16. Is fogus daindeis Mhoab
teacht, agus deifrighiḋ a hamgar
go lúaṫ.
17. Gaċ a bfuilti na timċioll,
guiliḋ ar a son, agus ṡibsi uile dar
baiṫnid a ainm, abruiḋ, cionnus do
briseaḋ an bata láidir, agus an tslat
sgiamaċ?
18. Thusa a ingean áitreabus ann
Dibon, táirr a núas od ġlóir agus suiḋ
a ttart: óir tiucfaiḋ creaċaire Mhoab
ort, agus sgriosfuiḋ sé do ḋaingnea-
ċa láidre.
19. O a áitreabṫuiġ Aroer, seas ann-
sa tslige agus fuirfeith, fiafruiġ
don ti teithios agus don mnaói ṫéiḋ
as, agus abair, cred do rinneaḋ?
20. Do claóiḋeaḋ Mhoab, óir do
† Isa. 16. 7. briseaḋ sios é *, nualluiġ, agus éi-
giḋ, innisiḋsi ann Arnon gur creachadh
Mhoab,
21. Agus go ttáinic breiṫeamnus
ar an ttir réiḋ, ar Holon, agus ar
Iahasah, agus ar Mhepaat,
22. Agus ar Dhibon, agus ar Nebo,
agus ar bhet-diblataim,
23. Agus ar Chiriataim, agus
ar bhet-gamul, agus ar bhet-
meon,
24. Agus ar Cheriot, agus ar
bhosrah, agus ar uile ċaiṫreaċaib
ṫire Mhoab a ccéin nó a bfogus.
25. Do gearraḋ adarc Mhoab a-
maċ de, agus do briseaḋ a ruiġ, a deir
an Tigearna.
26. Cuiriḋsi ar meisce é, óir do
ṁóruiġ sé é féin a naġaiḋ an Tigearna:
unfuirtfiġ Mhóab é féin mar an ccéadna
iona sceaṫruiġ, agus biáiḋ sé fós na
sgige.
27. Oir nach raib Israel na ma- * Isa. 15. [illegible]
gaḋ agaibsi? ar friṫ é a measg ġaḋuiġ-
ṫe? óir ó nam far labair tú air, do ling
tú le lúaṫgháir.
28. O sibsi áitreabus ann Mhóab, fág-
buiḋ na caiṫreaċa, agus comnuighiḋ
annsna carraigib, agus biṫi cosmhuil ris
an ccolum do ni a nead a mbéul an
phoill.
29. Do ċualamar * úabar Mhó- * Isa. 16. 6 &c.
ab, atá sé ro uaibreaċ, a mórdaċt, a-
gus a úabar, agus a rimiaḋ, agus
airde a ċroiḋe.
30. Is aiṫnid damsa a fearg, a
deir an Tighearna, aċt ni bia sin mar-
sin, ni chuideochuiḋ a breaga diom-
dóin leis.
31. Ar a naḋbarsin nuallfuiḋ misi
ar son Mhoab, agus goirfiḋ mé na
comhar ar son Mhoab uile, osnaḋfuiḋ
mo chroidhe ar son fhear Shir-he-
res.
32. O a fíneamhuin Shibmah guilfidh
mé ar do son maille re gul Iaser; do
ċuáiḋ do planndaḋa ṫar fairrge, roiċid * Isa. [illegible]
go fairrge Iaser, do ṫuit an crea- 11.
ċadóir ar do ṫóirṫe samraiḋ, agus
ar ṫoraḋ ṫfíneamhan.
33. Agus rugaḋ * gáirdeaċus, a- * Isa. 16. 10.
gus lúaṫġáir ón maċaire ṫóirṫeamhuil,
agus ó ṫir Mhóab: agus tug mé fa
deara fion dfailliuġaḋ ó na nomaruiḃ fi-
ona, ni sailteoruiḋ duine ar biṫ maille
re gáir, ni buḋ lángáir a ngáir.
34. O éiġiom Hesbon, eadon go [illegible]
Heleáleh, agus go Iahas do goireadar
an ċomhairc, * ó Shoar go Horo- † Isa. 15. [illegible]
naim

naim, amhuil colpach trí mbliadhan dháoiṡ : óir béidh fós uisgeadha Nimrim uáig-
nech.
35. Tuilleadh oile, do bhéara mé fa
deara do chosg an Mhóab, a deir an Ti-
ghearna, an té offráluṡ annsna háitibh
árda, ⁊ an té loisgios túis dá dhéibh.
36. Uimesin fuáimneochaidh mo chroidhe
amhuil pioba ar son Mhóab, agus
fuáimneochaidh mo chroidhe amhuil pioba ar
son fhear Chir-heres: do bhrígh go ndeá-
caidh an saidhbhrios fuáir sé sechad.
Isa.15.2,3. 37. Oir biáidh * a nuile cheann máol, a-
gus gach uile fhéasóg beárrtha: biaidh
geárrtha ar na huile láimhibh, agus sai-
cléadach ar na leasracaibh.
38. Biáidh cumaidh go coitcheann ar
mullachaibh tighe Mhóab agus iona sráid-
ibh: óir do bhris mé Mhóab amhuil soi-
theach an nach bídh taitneamh ar bith, a deir
an Tighearna.
39. Núallfaid siad, [ag rádh] ci-
onnus do brisedh sios é? cionnus di-
ompóigh Mhóab a chúl tré náire? mar sin
biaidh Mhóab na mhagadh, agus na uamhan
dá bhfuil ar gach taóibh dhe uile.
40. Oir is marso a deir an Ti-
ghearna, féuch, eiteillfidh sé amhuil io-
lar, agus leathnochaidh a sciatháin ós
cionn Mhóab.
41. Do gabhadh na caithreacha, agus
do gabhadh na daingne láidire, agus bi-
áidh croidhthe na bhfear nárrachta an Mhó-
ab san ló sin amhuil croidhe mná iona
doilghes.
42. Agus scriosfaighthear Mhóab ó
beith na pobal, do bhrígh gur mhóraigh sé
é féin a naghaidh an Tighearna.
Isa 24.17, 18. 43. * Biaidh eagla, agus uáigh, a-
gus paintéar ort, a áitreabhthaigh Mhó-
ab, a deir an Tighearna.
44. An té teithios ó ngeala tuitfidh sé annsa nuáigh, agus an té ti-
ucfas a nios as an bpoll, glacfaidhthear san
paintéar é: óir do bhéara mise air, eadhon air
Mhóab, bliadhain a ccuártuighthe, a deir
an Tighearna.
45. Do seasadar fa dhíon Herbon,
Num. 21. 28. an drong do teith tre ainneart: * acht
tiucfaidh teine amach as Herbon, agus
lasar as lár Sihon, agus loisgfidh sí
cuáinne Mhóab agus coróin chinn na ndaó-
óine cceannairgeach.
46. A mairg duit a Mhóab, atá
pobal Chemos ar na milleadh: óir do
gabhadh do mic a mbraighdionas, agus
hingheana a láimhdeachus.
47. Giodhedh fillfe misi braighdeanas
Mhóab annsna laethibh deighionacha, a
deir an Tighearna. Breitheamhnus Mhóab
go nuige so.

---

Caib. 49.



Thtaobh na Nammoniteach, is
marso a deir an Tighearna;
an bhfuil mic ar bith ag Is-
rael? nach bhfuil oighre ar
bith aige? cred maiseadh as a bhfuil
a Righ na oighre * ar Ghad, agus a †Amos 1.13.
náitreabhan a mhuintir iona chaithre-
chaibh?
2. Uimesin féuch tiucfaid na láe-
the, a deir an Tighearna, iona ttiubhra
misi fa deara caismirt chogaidh do chlui-
sion an *Rabbah na Nammoniteach, agus †Amos 1.14
biáidh sí na carn dhóláṡach, agus loi-
sgfighear a hingheana le teine: annsin
biáidh Israel na oighre ar an luchd do bhí
na noighrighibh airsion, a deir an Ti-
ghearna.
3. Núall, a Herbon, óir do cre-
chadh Ai: éighidh a ingheana Rabbah, ga-
baidh sibh féin a saicléadach: caóidhigh, a-
gus rithidh sios suas láimh ris na fál-
aibh; óir rachaidh a Righ a mbraighdio-
nas, agus * a priomhsadha a naóinfeacht. †Caib. 48.7.
4. Cred fa ngáirdighion tú annsa
ghleannaibh, an do ghleann tuileamhuil? a ingean
mhíochomhghiollach do dhóchusaigh iona saidh-
bhrios, ag rádh, cia tiucfas chugamsa?
5. Féuch, do bhéara mé eagla ort, a
deir an Tighearna Dia na slógh, ó na uile
dhaoine dá bhfuil ad timcioll, agus di-
beortar sibh a nuile dhuine amach go di-
reach, agus ni chruinneochaidh duine ar bith
an té seachránas. 6. Agus

6. Agus na dhiáigh sin, do bhéara mé
liom a ris braighde chloinne Ammon, a
deir an Tighearna.
7. A ttáobh Edom, is marso a
deir Tighearna na slógh, an bhfuil crion-
acht ó so amach ann * Teman? nar im-
thigh comhairle ségcadh ón glic? a ndeachaidh
a neagna ar neimni?
8. Teighidhsi, fillidh ar bhur nais;
áitreabhaigh go domhain, a áitreabhtacha
Dhedan: óir do bhéara misi aindeisi E-
sau air, a nuáir thiucfas mé dá fhéuchain.
9. Má thigid lucht * cnuasta cáor
chugad, ni fhágfid caora dhioghloma: má
thigid gadaighthe san noidhche, sladfaid
siad nó go raibh go lór aca.
10. Acht do rinne misi Esau lom, do
nocht mé a áite secréideacha, agus ni
fhéadfa sé é féin do cheilt: do creachadh a
shiol, agus a dhearbhráithre, agus a cho-
marsana, agus ni bhfuil sé féin ann.
11. Fág do dhilleachtaigh, coimhdeocha
misi beó iad, agus bíodh dóthchus aig do
bhaintreabhachaibh ionnam.
12. Oir is marso a deir an Ti-
ghearna, féuch, an drong nach raibh a
mbreith ibhe don chupán, dibhiodar go dei-
mhin, ⁊ an tusa an té rachus go hiomlán
gan choiriughadh? ni ragha tú gan choiriu-
ghadh, acht go deimhin ioba tú dhe.
13. Oir do mhionnaigh misi thríom
féin, a deir an Tighearna, go mbia Bos-
rah na fásach, na scannail, na huaig-
nios, agus na mallughadh, agus go
mbéid a ccaithrecha uile na bhfásach
sioraidhe.
14. Do chúala mé * iomrádh ón
tTighearna, agus do cuireadh teachta chum
na ngeinteadh, cruinnighidh sibh féin a
bhfochair a chéile, agus tigidh na
haghaidh, agus éirghidhe suas chum an
chatha.
15. Oir féuch, do dhéana misi beag thú
a measc na ngeinteadh, agus tarcuis-
neach a measc daoine.
16. Do mheall húathbhás thú, agus úa-
bhar do chroidhe, thusa chomhnuighios a
scealpuibh na ccarrag, choinnghmhus áirde
an chnoic: biodh go ndéanta do * nead com-
árd ris a niolar, do bhéara misi a núas
as sin thú, a deir an Tighearna.

17. Biáidh Edom fós na fásach: * *Caib. 50. 13.
biáidh úathbhás air gach áon dá ngéba re
na taobh, agus do dhéanaidh sceige fa na
plághaibh.
18. * Amhuil mar do bhí a sgrios Sho- †Gen. 19. 25.
dom, ⁊ Ghomorrah, ⁊ iona ccaithreachaibh Caib. 50. 40.
comharsan sion, a deir an Tighearna,
ni fhanfa duine annsin, ni mó áitreobhus
mac duine ann.
19. Féuch, tiucfa sé amhuil leo-
mhan a níos ó árd Iordan gus a náit-
reabh neartmhar: acht do bhéara misi air
rioth go hobann úaithe, agus cia an
duine toghtha órdeochus mé ós a chionn?
óir cia is cosmhuil riom, agus cia † Eamsa.
* chinnfios a naimsir dhamh, a- †Iob. 41. 1.
gus cia an tréudaighe seasfas as mo Caib. 50. 44.
choinne? 45.
20. Uimesin éistigh comhairle an Ti-
ghearna do rinne sé a naghaidh Edom, a-
gus na tionnscanta do thionnscain sé a
naghaidh áitreabhtacha Teman: go dei-
mhin dibeoraidh an té as lugha don tréud
amach iad; go deimhin do dhéana sé a
ttighthe fáon folamh maille riu.
21. Do chorraigh an talamh lé torann
a ttuitime; do chlos comhghair a ngotha
san muir ruáidh.
22. Féuch, tiucfa sé a níos, agus
eitillfidh sé amhuil iolar, agus leitheo-
chaidh sé a sciathán ós cionn Bhosrah: a-
gus annsa ló sin biáidh croidhe daoine
árracta Edom amhuil croidhe mná iona
doighthibh.
23. A ttaobh Dhamascus, do
chlaoidheadh Hamat agus Arpad; óir
do chúaladar droichsgéla, atáid lag-
chroidheach, atá gruáim air an bhfairrge, ni
fhéadann sí beith ciúin.
24. Atá Damascus lag, agus
dfillsi i féin do theitheamh, ⁊ do ghlac
eagla greim uirre: do ghab dobrón ⁊
doilghios i, mar mhnaoi re niodhnaibh.
25. Cionnus nach bhfágthar cathair an
molta, cathair mo sóláis?
26. Air a nadhbharsin tuitfid a
daoine óga iona sráidibh, agus gear-
rfuighear amach a nuile fhear cogaidh annsa
ló sin: a deir Tighearna na slógh.
27. Agus lasfaidh mé * teine a mballa *Amos 1. 12.
Dhamas-

ḋhanarsus, agus loisgfiḋ sé pá-
lás Bhenhadad.

28. A ttaoiḃ Cedar, agus a ttaoiḃ
rioġaċta Hasor, noch ḃuáilfios Ne-
buchadnessar Riġ na Babilóine, is
marso a deir an Tiġerna, éirġiḋe,
imṫiġiḋ suas go Cedar, agus creċ-
laiḋ daóine a noirṫir.

29. Glacfaid a bpáilliún agus
a ttréda, béraid siad ċuca féin
a ccurtinġe agus a soiṫiḋe uile,
agus a ccámhaill; agus fuáigeoraid
siad dóiḃ egla do ḃeiṫ ar gaċ uile
ṫaoiḃ.

30. * Teiṫiḋ, imṫiġiḋ a bfad, áit-
reḃaiġ go domhain, a áitreḃtaċa Ha-
sor, a deir an Tiġerna: óir do
ġlac Nebuchadnessar Riġ na babi-
lóine comhairle ḃur naġaiḋ, agus do
ċum sé tionnsgnamh ḃur naġaiḋ.

Eoesa. 8.

31. Eirġiḋe, imṫiġiḋ suas gus
an ccineḋ saiḋḃir ċomhnuiġios gan
ċúram, a deir an Tiġerna, ag naċ
bfuil geata nó barraḋa, noch
áitreḃus na naonar.

32. Agus béiḋ a ccámhaill na níodáil,
agus iomad a náirnéise na ccreiċ,
agus sgáoilfead annsna huile ġáo-
ṫaiḃ an dream atá annsna coirnéaluiḃ
imeiana, agus do béara mé a naimdeir-
si ó gach uile ṫaóiḃ ḋe, a deir an
Tiġerna.

33. Agus biáiḋ Hasor na áitreḃ
draġún, agus na fásaċ go bráth;
ni fanfa duine ann ar biṫ ann, ni áitreoċ-
aiḋ mac duine ar biṫ ann.

34. briaṫar an Tiġerna ṫáinic
gus an bfáiḋ Ieremiah a naġaiḋ E-
lam, a ttosach rioġaċta Shedeciah
Riġ Iúdah, ga ráḋ,

35. Is marso a deir Tiġerna na
slóġ, féuċ, brisfe mé boga Elam,
ceann a neirt.

36. Agus do béra mé ar Elam
na ceiṫre gáoṫa ó ċeiṫre háirdibh
neiṁe, agus sgáoilfiḋ mé iad leth
ris na gáoṫaiḃ sin uile, agus ni biáiḋ
cineḋ ar biṫ naċ ttiucfaidh díbir-
ṫiġ Elam ċuca.

37. Oir do béra mé ar Elam an-
bfainmuġaḋ a laṫair a námad, agus
a laṫair na druinge iarrus a mbás:
agus do béra mé olc orra, eadhon,
mfeirg buirb, a deir an Tiġerna, a-
gus cuirfiḋ mé an cloiḋeamh na ndiáiġ,
nó go ccuirfiḋ mé deireḋ léo.

38. Agus suiḋeoċa mé mo ċaṫaóir
rioġa ann Elam, agus millfiḋ mé as
sin an Riġ, agus na prionnsaḋa, a
deir an Tiġerna.

39. Acht tiucfaiḋ a ccrich ann sa-
na láeṫiḃ * deiġionaċa, go ttiubra
misi ar a nais a ris braiġde Elam,
a deir an Tiġerna.

---

CAIB. 50.

AN briaṫar do labair an Ti-
ġerna a naġaiḋ na babi-
lón, agus a naġaiḋ tíre
na Ccaldéaċ tré Iere-
miah an fáiḋ.

2. Foillsiġiḋsi a measc na ngein-
tead, agus fúagraiḋ, agus cuiriḋ brataċ suas,
fúagraiḋ ós áird agus ná ceiliḋ: abraiḋ; do
gabaḋ an bhabilóin, do claóiḋeaḋh
bel, do briseḋ Merodac na bloiḋ-
ṫiḃ, do milleḋ a hiodhail, do briseḋh
a hiomáiġe na mbloiḋiḃ:

3. Oir tiucfaiḋ cineḋ amach na
haġaiḋ as an ttuáisceart, noċ déan-
fas a tír na fásach, agus ni áit-
reoċaiḋ duine ar biṫ ann: áitreoċaiḋ
siad; imeoċaiḋ idir duine agus be-
ṫach.

4. Annsna láeṫibsin, agus annsa
namsin, a deir an Tiġerna, tiucfaiḋ
clann Israel, iad féin, agus clann
Iúdah a naóinfeacht, ag imtecht, a-
gus ag gul: imeoċaiḋ siad, agus
iarrfaiḋ an Tiġerna a Ndia féin.

5. Iarrfaiḋ siad an tsliġe go
Sion maille re na naiġṫe don taoiḃ
sin, ag ráḋh, tigiḋ agus ceanglam
sinn féin don Tiġerna a ccunnraḋ sioṫ-
ḃúan, naċ dearmodṫar.

6. Bá caóirigh ar ndul a mugha mo phobalsa: do chuireadar a náodhaireadha ar seachrán iad, dfilleadar seachad iad ar na sléibhtibh; do chúadar ó shliabh go cnoc, do dhearmadar áit a suáimnis.

7. Duáidh a nuile dhuine dá rug orra iad, agus a dubhradar a neasccáirde, ni chiontuighemid do bhrigh gur pheacuigheadar a naghaidh an Tighearna, áitreabh an cheirt, eadhon an Tighearna, dóchus a naithreadh.

8. Aithruighidh * amach as lár na babilóine, agus éirghidhe amach as crich na Ccaldeanach, agus bithi mar na gabhruibh firionna roimhe na tréadaibh.

*Isa. 48 20. Caib. 51, 6. Taisb. 8. 4.

9. Oir féuch, tóigfe misi súas agus do bhearra mé fa dhéanamh ar choimhthionól mórán cineadhach teacht súas a naghaidh na babilóin ón tir thuáigh, agus cuirfid iad féin a nórdughadh na haghaidh; bearthar as sin i, béidh a soighide amhuil budh ó dhuine ghasta neartmhar, ni fhillfid soighead ar bith go díomhaóin.

10. Agus biáidh Caldeá na creich: gach a ccreachfuigh i biáidh sáitheach, a deir an Tighearna.

11. Do bhrig go rababhar lúathgháireach, do chionn gur gháirdigheabhar, a chreachadóireadha moighreachtasa, do bhrigh go raibh sibh méith amhuil an cholpach ar an bhféur, agus ag géimnigh mar na tairbh:

12. Claóidhfighear bur máthair go hiomarcach, biáidh an bhean rug sibh náireach: féuch, biáidh deireadh na ngeinteadh na bfásach, na bfearann tirim, agus na ndiothram.

13. Ni biáidh sé áitreabhtha, do bhrigh feirge an Tighearna, acht biáidh na fhásach go hiomlán: biáidh uaman ar a nuile * dhuine ghabhus láimh ré babilóin, agus sgigfid fa na huile phlágaibh.

† Caib. 19. 17.

14. Cuiridh sibh féin a nórdughadh a naghaidh na babilóin timchioll fa ccuáirt: sibhse uile sinis an bogha, caithidh ria, ná coiglidh soighde, óir do pheacuigh si a naghaidh an Tighearna.

15. Eighidh na haghaidh timchioll fa ccuáirt: thug si a lámh: do thuiteadar a bunáite, do teilgeadh sios a balladha, óir isé sin díoghaltas Dé: deanaidh díoghaltas uirre, deanaidh ria mar do rinne si.

16. Gearraidh amach an síoladóir ón bhabilóin, agus an té ghlacus an corrán a naimsir a bfóghmhair: deagla an chloidhimh mhilltigh, fillfid gach uile dhuine chum a dhaoine, agus teithfid gach uile dhuine dá dhúthaigh féin.

17. Is caoirigh sgréidte Israel, do dhibreadar na leomhuin seachad é; ar ttús a duaigh Righ na Hassiria é, agus fa dheireadh do bhris Nebuchadnessar Righ na babilóine a chnámha.

18. Uimesin is marso a deir Tighearna na slógh, Dia Israel, féuch, smaichteocha misi Righ na babilóine, agus a thir, mar do smachtuigh mé Righ na Hassiria.

19. Agus do bhearra mé Israel a ris dá áitreabh, agus biathfuidh sé ar Charmel, agus ar bhasan, agus biáidh a anam sáitheach ar sliabh Ephraim, agus Ghilead.

20. Ann sna láethibhsin, agus fa namsin, a deir an Tighearna, loirgeortar éigceart Israel, agus ni biáidh sé ann; agus peacuidhe Iúdah, agus ni biáidh re fagháil: óir maithfidh misi don méid do choimhéad mé.

21. Eirghidh súas a naghaidh tire Merathaim, agus a naghaidh áitreabhtach Pecod: fásaigh, agus marbh go hiomlán na ndiáigh, a deir an Tighearna, agus dean do réir a nuile ni dar aithin misi dhiot.

22. Atá torann catha annsa tir, agus aidhmilleadh mór.

23. Cionnus do gearradh ó chéile, agus do briseadh ord buáilte na talmhan uile? agus cionnus tháinic babilón chum beith na fásach a measc na gcineadhach?

24. Do chuir misi painteir fád chomhair, agus fós do gabhadh tú, a bhabilón, agus ni raibh tú air do choimhead; do frith tú, agus fós do gabhadh tú,

tú, do bhrígh gur ṫroid tú a naghaidh an Tighearna.

25. Dfoscail an Tighearna a armtigh, agus tug sé amach airm a dhíoghaltais: óir is í so obair an Tighearna Dia na slógh a ccrich na Caldéach.

26. Tigidh na haghaidh ón teóraidh is faide amach, fosgluigh a hionnmhuis: teilgidh suas í amhuil cárn, agus sgriosuidh tríd amach í: ná fágtar fuighioll di.

27. Marbhuidh a bulóga uile: tigidis sios uile chum a náir; a mairg dóibh, óir táinic a lá, aimsir a ccuarta.

28. Guth na droinge teitheas, agus racus as ó chrich na Babilóine dfoillsiughadh an Sion dioghaltas an Tighearna ar Ndia, dioghaltas a theampuill.

29. Goiridh a ccionn a chéile na soighdeóirigh a naghaidh Bhabilón: sibhsi uile shineas an bogha, suighidh na haghaidh timchioll fa ccuáirt, agus ná biodh dul as aice: cúitighidh ría do réir a saothair, do réir a nuile neithe dá ndearna sí, déanaidhsi ría: óir do bhí sí uáibhreach a naghaidh an Tighearna, a naghaidh aóin naomhtha Israel.

30. Uimesin tuitfid a daóine óga ann na sráidibh, agus gearrfaighear amach a fir chogaidh uile san ló sin, a deir an Tighearna.

31. Féuch, atáim ad aghaidh, a uaibhrigh, a deir an Tighearna Dia na slógh: óir táinic do lá, aimsir do chuarta damhsa.

32. Agus tuislighfidh, agus tuitfidh an tuáibhreach, agus ní tógfaidh duine ar bith suas é: agus lasfaidh mé teine iona chaithreachaibh, agus loisgfidh mé a nuile ni iona timchioll fa ccuáirt.

33. Is marso a deir Tighearna na slógh, do sáruigheadh clann Israel, agus clann Iúdah a naóinfheacht: agus a nuile dhuine dar ghabh a láimh iad, do chongmhadar iad go daingion, do dhiultadar leigean dóibh imtheacht.

34. Is láidir a bfuascaltóir, Tighearna na slógh is é a ainm, taigeoraidh sé a ccúis tríd amach, le a ttiubhra sé socamal don tír, agus go mbuaidhrigh sé muintir na Babilóine.

35. Atá cloidheamh ar na Caldéanachaibh, a deir an Tighearna, agus ar áitreabhtachaibh na Babilóine, agus ar a prionnsadhaibh, agus ar a daóinibh glioca.

36. Atá cloidheamh ar na daóinibh bréagacha, agus éigciallfaid: atá cloidheamh ar a daóinibh cumhachtacha, agus biáid uáman orra.

37. Atá cloidheamh ar a neachaibh, agus ar a ccarbadaibh, agus ar an bpobal ccumasgtha uile atá iona lár, agus béid amhuil mná: atá cloidheamh air a hionnmhusaibh, agus sladfaighear iad.

38. Agus atá tiormach ar a huisgeadhaibh, agus tiormochtar suas iad; óir is tír na niomháigheach ngreanta í, agus a táid ar buile ar a niodhalaibh.

39. Uimesin áitreobhaid beathaidhigh allta an diothraim maille re hainmintibh allta na noiléan innte, agus áitreobhaid na hulchabcáin ann: agus ní biáidh ní sa mó ar sughiughadh go bráth, ní mó choimneochtar innte ó ghinealach go ginealach.

40. * Amhuil do sgrios Dia Sodom agus Gomorrah, agus a ccaithreacha comharsan, a deir an Tighearna, marsin ní fanfaidh duine ar bith ansin, ní mó choimneochus mac duine ar bith ann.

* Gen.19 25. Caib. 49.18.

41. Féuch, tiucfaid daóine ón ttuáisceart, agus cineadh mór, agus tóigfighear suas mórán Ríghthe ó imlibh na talman.

42. Glacfaid an bogha, agus an gath: atáid siad fuilteach, agus ní taisbéanfaid siad trócaire ar bith: gáirfidh a nguth cosmhuil ris an bhfairge, agus do dhéanaid marcuigheacht ar eachaibh, gach duine ar na chur a nórd amhuil fear chum catha do aghaidhsi, a inghean na Babilóine.

43. Do chualaidh Ríg na Babilóine a ttuarasgbháil agus dfásadar a láma lag: rug doilghios greim air, agus

agus doighthe mar mhnáoi re modh-
nuighbh.
44. Féuch, tiucfaidh sé a nios, *
†Caib.49.19. amhuil leoman ó at Iordan go háit-
reabh an neartmhar; acht do bhéara misi
orrtha rioth go hobann uáithe: agus
cia an duine togtha oirdeochus mé ós
a ccionn? óir cia is cosmhuil riom?
Job. 41. 1. agus * cia chinnfios a naimsir dam?
Caib. 49.19. agus cia an tréduighe seasfas ar
mo choinne?
45. Ar a nadhbharsin éistighsi
comhairle an Tighearna, noch do ghlac sé
a naghaidh na babilóine, agus a thionn-
scanta do thionnscain sé a naghaidh
dhúthaighe na Ccaldéanach: go deimhin
dibeoruidh an té is lugha do na
tréduibh amach iad: go dearbhtha
do dhéna sé a náitreabh uáigneach
maille riu.
46. Lé torann gabhtha na babi-
lóine do chorruigh an talamh, agus do
chlos an chomhairc a measc na ccineadhach.

# CAIB. 51.


S marso a deir an Tighearna,
féuch, tóigfe mé súas a
naghaidh bhabilón, agus a
naghaidh an luchta áitreabhus
iona lár, noch éirghios súas am aghaidh,
gáoth aidhmillteach.
2. Agus cuirfidh mé lucht cáithte
don bhabilóin, noch cháithfios í, agus
fhoilmheochus a dúthaidh: óir a ló na
buáidhearttha béidh siad na timchioll fa
ccuáirt.
3. A naghaidh an té chromas fearadh
an soighdeóir a bhogha, agus a naghaidh
an té thógbhus é féin súas ann a ucht-
éideadh: agus ná coigligidh a dáoine
óga; marbhuidh thríd a mach a slúagh
uile.
4. Marso tuitfid na marbh a ccrich
na Ccaldéanach, agus an drong sáith-
fighear tríotha iona sráidibh.
5. Oir nior tréigeadh Israel ná Iú-
dah ó na Dhia, ó Thighearna na slógh;
bíodh gur líonadh a ndúthaidh do pheacadh
a naghaidh aóin náomhtha Israel.
6. * Teithidh amach as lár na ba-
bilóine, agus sáoradh a nuile duine †Caib.50.8. Taisb.18.4.
a anam: ná gearrthar amach sibh ann a
héagceart; óir isi anois uáir dhioghal-
tais an Tighearna: cuiteochaidh sé luáigheacht léi.
7. Do bhí an bhabilóin na cupán
órdha a láimh an Tighearna, do rinne an
talamh uile ar meisce: diobhadar na
geinte dá fíon, uime sin atáid na
geinte ar buile.
8. Do thuit * an bhabilóin go hobann,
agus do milleadh í: nuálluigh ar a son, *Isa.21.9.
glacaidh ice ar a heasláinte, madh Taisb.14.8.
féidir mar sin a leighios. & 18.2.
9. Do leigheosamáois an bhabi-
lóin, acht ni bhfuil sí leigheasta:
tréigidh í, agus éirghiom gach uile
duine aguinn dá thír féin: óir roith-
chidh a breitheamhnus go neamh, agus do
tógbhadh súas é gus na spéirigh.
10. Thug an Tighearna ar bhfírinn-
tachtne amach: tigidh, agus foillsi-
ghiom ann Sion obair an Tighearna ar Ndia.
11. Dealruighidh na soighde loinnreach,
cruinnighidh na sciatha: do thóig an Ti-
ghearna spiorad Righ na Mededanach; óir
is a naghaidh na babilóine atá a thri-
all dá milleadh, do bhrígh gur bé dioghal-
tas an Tighearna é, dioghaltas a theam-
puill.
12. Cuiridh súas an bratach ar
bhallaidhibh na babilóine: neartuighidh
a nfaire; cuiridh súas an fear faire:
gléusuidh na luidheacháin; óir do thriall
an Tighearna ar áon, agus do rinne
an ni sin do labhair sé a naghaidh áit-
reabhtach na babilóine.
13. O thusa áitreabhus ar mórán
uisgeadh, saidhbhir a nionnmhusaibh, tháinic
do chrioch, agus miosúr do
shainte.
14. * Do mhionnuigh Tighearna na slógh †Amos 6.
tre

tre na anam féin, ag rádh, go deimhin líonfa mé thú lé daoinibh, mar bhudh lé catirpiléiribh, agus tógfaid siad gáir suas ad aghaidhsi.

15. * Do rinne sé an talamh lé na chumacht, do dhaingnigh sé an domhan lé na ghliocus, agus do shín sé amach na flaitheas le na thuigsin.

16. An tan léigios sé amach a ghuth, bidh iomad uisgeadh ann sa neimhibh, agus do bheir sé ar na deataighibh dul suas ó imlibh na talmhan: do ni sé tintrech maille re fearthain, agus do bheir sé amach a gáotha as a stórusaibh.

17. * Atá gach uile duine brúidemhail le na eolus, atá gach uile fear ceirde millte lé hiomháigh ghrenta; óir is neimhfírinne a iomháige leaghtha, agus ni bhfuil anál ar bioth ionta.

18. Is díomhaoineas iad, obair sgeigeáin, díoghbháigfid a naimsir a ccúarta.

19. Ni cosmhuil roinn Iácob riu; óir is é sin cumadóir a nuile neithe, agus sé * Israel slat a oighreachta: sé Tighearna na slógh a ainm.

20. Is tú mo thuadh chatha, agus mo arm cogaidh; óir is maille riot mhillfios mé ríoghachta.

21. Agus is maille riot brisfios mé na mbloighibh an tech agus a marcach, agus is maille riot brisfer mé na mbloighibh an carbad agus a marcach.

22. Is maille riot fós brisfios mé na mbloighibh fear ⁊ bean, agus is maille riot brisfios mé na mbloighibh sean agus óg, agus is maille riot brisfios mé na gcotchaibh an tógánach agus an cailín.

23. Brisfid mé marsin maille riot an táodhaire agus a thréud, agus is maille riot brisfios mé an fear tighe, agus a chúpla damh, agus is maille riot brisfios mé na ccudchaibh, caiptínighe agus uachtaráin.

24. Agus cúiteocha mé ris an Babilóin, agus ré uile áitreabhtachaibh na Caldea a nuile olc dá ndearnadar ann Sion ad radharcsa, a deir an Tighearna.

25. Féuch, atáim ad aghaidh, a shléibh millteach, a deir an Tighearna, noch aidhmillios an talamh uile, agus sínfe mé mo lámh amach ort, agus iomáinfidh mé a nuas thú as na carraigibh, agus do dhéna mé ad shliabh loisge thú.

26. Agus ni ghlacfaid siad dhíot cloch mar chúinne, nó cloch mar dhuntach, acht biáidh tú uáigneach go brách, a deir an Tighearna.

27. Cuiridh brattach suas ann sa tír, séididh an stoc a measc na ccineadhach, ullmhuighidh na crioch a na haghaidh; goiridh a ccionn a chéile na haghaidh ríoghachta Ararat, Minni agus Ascenas, órduighidh Caiptín na haghaidh, tugaidh ar a heachaibh techt suas amhail catirpiléiribh garbha.

28. Ullmhuighidh na haghaidh na geinte maille re Rightibh na Media, agus a caiptíne, agus a huasaláin uile, agus tiortha a tighearnais uile.

29. Agus crithnochaidh agus caoidhfidh an tír uile: óir coimhlíonfuighear uile thionnsgnamh an Tighearna a naghaidh na Babilóine, do dhénamh crich na Babilóine na fásach gan áitreabhthach.

30. Do léigiodar daoine árrachta na Babilóine dhíobh troid, dfanadar iona ndaingnechaibh, dfailligh a neart, atáid amhail mná: do loisgedar a háite comhnuidhe, do briseadh a barradha.

31. Rithfidh posta do theagmháil re ar oile, agus techtaire do theagmháil ré ar oile, dá fhoillsiughadh do Righ na Babilóine gur gabhadh an chathair fa deiredh,

32. Agus go bhfuilid na slighthe ar na ndruid, agus gur loisgeadh an ghiocach le teine, agus go bhfuilid na fir chogaidh imeaglach.

33. Oir is marso a deir Tighearna na slógh Dia Israel, is cosmhuil inghean na Babilóine ré hurlár buailte, is mithid a búaladh: gidheadh tamall beg, agus tiucfaidh aimsir a foghmhair.

34. A dhuaidh Nebuchadnessar Righ

na Babilóine misi, do bhrisigh sé mé, do rinne sé soitheach folamh díom, do shluig sé suas mé amhuil dragún, do líon sé a bholg dom neithibh sóblasta, do theilg sé amach mé.

35. Bíodh an foiréigion do rinneadh orumsa agus ar mfeóil, ⁊ an Mbabilóin, a deáraidh áitreabhach Shion, agus mfuil-si ar mhuintir Chaldeá, a déaraidh Ierusalem.

36. Uime sin is marso a deir an Tighearna, féuch, tagheora misi do chúis, agus do dhéana mé dioghaltas ar do shon, agus tiormocha mé suas a fairge, agus do dhéana mé a fiorrusgeadha tirim.

37. Agus biáidh an Bhabilóin na carnuibh, na háit chomhnuidhe do dhragúnaibh, agus na húathbhás, agus na fsighe gan áitreabhach.

38. Núallfuid lé chéile do nós leoman, crioconfuid amhuil coiléin leomain.

39. Iona tteas do dhéana misi a bféusta, agus cuirfe mé ar meisce iad, chor go ngáirdeochuid, agus go ccoideoluid codladh síorbhúan, agus nach múisgeoluid siad, a deir an Tighearna.

40. Do bhéara mé a nuas iad amhuil uáin chum a marbhtha, cosmhuil ré reithibh maille re pocaibh.

41. Cionnus do gabhadh Sesach? agus cionnus do hionnradh moladh na talman uile? cionnus do bhí an Bhabilón ná húathbhás a measc na ccinedhach?

42. Tháinic a nfairge a níos ar Bhabilón, do folcuigheadh í lé hiomad a tonn.

43. Atáid a ccaithreacha na bfásach, na bfearann tirim, agus na ndíothramh, fearann ann nach ccomhnuighionn duine ar bith, ní mó ghabhus mac duine ar bith láimh ris.

44. Agus smaichteocha misi Bel ann sa Bhabilóin, agus do bhéara mé amach as a bhéul an ní shluig sé súas, agus ní líonfuid na cinedhacha a ccionn a chéile chuige ní sa mhó, tuitfidh fós balla na Babilóine.

45. Mo phobal, éirghidh amach as a lár, agus sáoradh gach nduine agaibh a anam féin ó feirg dhiscir an Tighearna.

46. Deagla go laigeochadh bhur ccroidhe, agus go neaglóchadh sibh leis an sgéul do chluinfidhe ann sa tír; tiucfa iomrádh a mbliadhuin, agus na dhiáighsin a mbliadhuin oile tiucfa iomrádh, agus foiréigion ann sa tír, úachtarán a naghaidh úachtaráin.

47. Uime sin féuch, tiucfaid na láethe go ndéana misi breitheamhnas ar iomháighibh grenta na Babilóine, agus sciosfuighear a dúthaigh uile, agus tuitfid a marbh uile iona lár.

48. Ann sin gáirdeochuid neamh agus talamh, agus a nuile ní dá bfuil ionnta ar son na Babilóine; óir tiucfuid na creachadóirighe chuice ón tuáisceart, a deir an Tighearna.

49. Mar thug Babilon ar marbhuibh Israel tuitim; mar sin tuitfid san Bhabilóin uile marbh na talman.

50. Imthighidh romhuibh, sibhse do chuáidh as ón ccloidheamh, ná fanuidh bhur sesamh: cuimhnighidh an Tighearna a nimchéin, agus tigeadh Ierusalem ann bhur nintinn.

51. Do náiricheadh sinn, do brigh go ccúalamar sganuil, do fholuigh náire ar naighthe: óir thangadar coimhthighidh go sanctóra thighe an Tighearna.

52. Uime sin féuch tiucfuid na láethe, a deir an Tighearna, go ndéana misi breitheamhnus ⁊ a hiomháighibh grenta, agus uchbadhfuid an crechtach ar feadh a dúthaidhe uile.

53. Dá mbeith go ndéireochadh an Bhabilón súas go neamh, agus dá mbeith go neartochadh si mullach a neirt, úaisin tiucfuid creachadóirighe uáimsi chuice, a deir an Tighearna.

54. Thig fuáim éighme ón Bhabilóin, agus dioghbháil mhór ó thír na Ccaldeánach.

55. Do brígh gur chreach an Tighearna an Bhabilon, agus gur sgrios aiste amach an guth mór: an tan bhéicid a tonna amhuil uisgeadha móra, foillsighear fuáim a ngotha.

56. Do

56. Do bríġ go ttáinic an creċa-
doir ċuicce, eadhon ar Bhabilón, ⁊ gur do
gabhaḋ a daoine cumaċdaċa, do briseḋ
a mboġaḋ uile: óir go deimin cúiteo-
ċuiḋ an Tiġearna Dia na luáiġeaċtaḋ.
57. Agus cuirfe mé a prionnsaḋa
ar meisce, agus a daoine críonna, a
Caiptíne agus a huaċtaráin, agus a
daoine cumaċdaċa: agus coideolaid
codlaḋ síorraiḋe, agus ní músgeolaid,
a deir an Riġ darab ainm Tiġearna na
slóġ.
58. Is marso a deir Tiġearna na
slóġ, brisfiġear tríd amaċ ballaḋa
leaṫna na Babilóine, agus loisgfiġear
le teine a ggeataḋa árda, agus saoi-
ṫreoċaid na daoine go díomaóin, agus
na ciniḋaċa san teine, ⁊ béid cointe.
59. An briaṫar daiṫin Ieremiah
an fáiḋ do Sheraiah mac Neriah mic
Maaseiah an tan do ċuaiḋ sé le Sede-
ciah Riġ Iúdah don Bhabilóin, annsa
cceaṫramaḋ bliaḋain dá Riġe agus do
buḋ prionnsa ceannsuiġ an Seraiahsa.
60. Marsin do sgríob Ieremiah a
leabar a nuile olc dá ttiucfaḋ ar an
Mbabilón: eadhon na huile briaṫarsa
atá sgríobṫa a naġaiḋ na Babilóine.
61. Agus a dubairt Ieremiah re Se-
raiah, an tan ṫiucfas tú don Bhabi-
lóin, agus ċíofios tú, agus léiġfios
tú na briaṫrasa uile ;
62. Ansin a déara tú, a Ṫiġearna,
do labair tú a naġaiḋ na háite si, da
ġearraḋ amaċ, ionnus noċ bfanfaḋ éon
nduine, do ḋuine nó do beaṫaċ, aċt go
mbia sí na fásaċ go bráṫ.
63. Agus is amlaiḋ biás a nuáir
ċríoċnoċus tú an leabarso do léaġaḋ,
go cceangeola tú cloċ de, ⁊ go ttéilg-
fe tú a lár Euphrátes é.
64. Agus a déara tú, is marso
ráċus an Bhabilóin a níoċtar, agus
ní éireoċa sí ó nolc do béara misi uirre:
agus béid siad cointe. An cómfadsa
atáid briaṫra Ieremiah.

CAIB. 52.

DO bí Sedeciah * bliaḋain a- * 2 Riogh.24. 18.
gus fiċe dáois an tan do
tosaiġ sé a ríoġaċt, agus
do ríoġaiḋ sé aóinbliaḋain
déag an Ierusalem: agus do bé ainm
a maṫar Hamutal inġean Ieremiah ó
Libnah.
2. Agus do rinne sé an ní dob olc
a radharc an Tiġearna, do réir a nuile
ní dá ndéarna Iehoiacim.
3. Oir tre feirg an Tiġearna tár-
la ann Ierusalem agus ann Iúdah, gur
teilg sé amaċ iad as a fiaḋnaisi: a-
gus go ndeaċaiḋ Sedeciah a neasumlaċt
a naġaiḋ Riġ na Babilóine.
4. Agus tárla annsa * naomaḋ ‡ 2 Riogh.25.1. Caib. 39. 1.
bliaḋain dá ríoġaċt, annsa deaċmaḋ mí,
san deaċmaḋ lá don mí, go ttáinic Ne-
buchadnessar Riġ na Babilóine, é
féin agus a slúaġ uile, a naġaiḋ Ie-
rusalem, agus gur suiḋ sé na ha-
ġaiḋ, agus go ndéarna siad na haġaiḋ
timcioll fa ccuáirt.
5. Marsin do cuireḋ slúaġ na
sráide ar an ccaṫraiġ go nuige an tá-
onmaḋ bliaḋain déag don Riġ Sedeciah.
6. Annsa cceaṫramaḋ mí, annsa nao-
maḋ lá don mí do bí an ġorta trom
annsa ccaṫraiġ, ionnus naċ raib arán
ar bioṫ ag muintir na tíre.
7. Ansin do briseḋ suas an ċa-
ṫair, agus do teiṫeadar na fir ċogaiḋ
uile, agus do ċuadar amaċ as an
ccaṫraiġ san noiḋċe a sliġe an ġeata
idir an dá balla, noċ do bí ag gáir-
dín an Riġ (anois do bádar na Calde-
naiġ láim ris an ccaṫraiġ timcioll fa
ccuáirt) agus do ċuadar a slighe an
réitigh.
8. Acht do lean slúaġ na Ccaldé-
naċ a ndiáiġ an Riġ, agus rugadar
ar Shedeciah a réiteaċ Iericó, agus do
bí a slúaġ uile ar na sgaoilaḋ úaḋ.

9. Ansin

9. Annſin do ġabadar an Riġ, aguſ rugadar ſuas é ċum Riġ na Babilóine go Riblah a bfearan Hamat, mar a ruġ ſé breiṫeaṁnuſ air.

10. Aguſ do ṁarb Riġ na Babilóine mic Shedeciah a bfiaḋnuiſi a ſúl, do ṁarb ſé fóſ uile ṗrionſaḋa Iúdah an Riblah.

11. Annſin do ċuir ſé ſúile Shedeciah amaċ, aguſ do ċeangail Riġ na babilóine a ſlabraḋuiḃ é, aguſ rug don bhabilóin é, aguſ do ċuireadar a bpriośún é go lá a báiſ.

12. Anoiſ anſa ċúigeaḋ mí anſa deaċṁaḋ lá don ṁí, do bé ſin an náoṁaḋ bliaḋain déug do Nebuchadneſſar Riġ na babilóine táinic Nebuſaradan caiptín an ġárda, noċ do ṡrioṫóil do Riġ na babilóine, go Hieruſalem.

13. Aguſ do loiſg ſé tiġ an Tiġearna, aguſ tiġ an Riġ, aguſ uile tiġṫe Ieruſalem, aguſ tiġṫe na ndaóine móra uile do loiſg ſé lé teine.

14. Aguſ do briſ ſluaġ na Ccaldéanaċ, noċ do bí ag caiptín an ġárda, uile ballaḋa Ieruſalem ſíos timcioll fa ccuáirt.

15. Annſin rug Nebuſaradan caiptín an ġárda leiſ a mbraiġdionuſ dream áiriġ do boċtaiḃ an ṗobail, ⁊ don ṗobal an ċuid oile dfan anſa ċaṫraiġ, aguſ an ṁuintir dimṫiġ rompa ċum Riġ na babilóine, aguſ an ċuid oile don ṗobal.

16. Acht dfág Nebuſaradan caiptín an ġárda cuid do boċtuiḃ na tíre mar ſáoṫraċaiḃ fíneaṁna, aguſ mar luċt oibre.

17. Mar an ccéadna do briſeadar
‡Caib. 27. 19. na Caldéanuiġ na * piléir ṗráis do bí a ttiġ an Tiġearna, aguſ rugadar an ṗráſ uile don bhabilóin.

18. Na hoiġne fóſ, aguſ na ſluáiſte, aguſ na glantóiriḋe, aguſ na ſcálaḋa, aguſ na liaċa, aguſ na huile ſoiṫiġe ṗráis lé minioſtralaiḋis, rugadar léo iad.

19 Aguſ na báiſiniġe, aguſ na hoiġne teineaḋ, aguſ na bullaḋa, aguſ na ſpúinſi, aguſ na coinnleóiriġ, aguſ na liaċa, aguſ na cupáin: an ní do bí dóir, a nóir; aguſ an ní do bí dargiod, a nargiod, rug caiptín an ġárda leiſ.

20. An dá piléar, aonfhairge, aguſ dá ṫarb déug ṗráis do bí fáoi na fulangṫuiḃ, noċ do rinne an Riġ Solam a ttiġ an Tiġearna; níor bféidir ṗráſ na ſoiṫeaċ ſo uile do ċoṁṫroṁaḋ.

21. Aguſ a ttáoḃ na * bpiléur, do bé áirde gaċ aoinpiléir diob, oċt ccubaid déug, aguſ do ċompáſuiḋ ſnáiṫe dá ċubad déug é, aguſ do buḋ ceiṫre hordaiġe a ttiġe; aguſ do bí ſé tollta. * 1 Riġ. 7. 15. 2 Riġ. 25. 17. 2 Crón. 3. 15.

22. Aguſ do bí ceann ṗráis air, aguſ do buḋ cúig cubaid áirde gaċ aoinċinn maille ré hobair lionruiḋ, aguſ pomgranait air na ceannaiḃ timċioll fa ccuáirt, do ṗráſ uile: buḋ coſṁuil riu ſo an dara piléar aguſ na pomgranaid.

23. Aguſ do bádar nóċad aguſ ſé pomgranait air áontaoiḃ, aguſ ba céd na pomgranait uile air an lionobair timċioll fa ccuáirt.

24. Aguſ do ġab caiptín an ġárda Seraiah an tárdſagart, aguſ Sephaniah an dara ſagart, aguſ triur coiméadaiġe an doruis.

25. Rug ſé fóſ leiſ ſeomradóir agá raib cúram fear an ċogaiḋ, aguſ mórſeiſior don luċt do bí a bfoguſ do ṗearſuin an Riġ, noċ do friṫ anſa ċaṫraiġ, aguſ ſcribneóir prinnſiopalta an tſlóiġ, noċ do áiriṁeaḋ daóine na tíre, aguſ trí fiċid duine do ṁuintir na tíre do friṫ a láir na caṫrach.

26. Marſin do ġab Nebuſaradan caiptín an ġárda iad, aguſ tug leiſ iad go Riġ na babilóine go Riblah.

27. Aguſ do buail Riġ na babilóine iad, aguſ do ċuir ċum báis iad an Riblah a bfearan Hamat: marſo rugadh Iúdah a láiṁ aſ a tír féin.

28. Iſé ſo an pobal rug Nebuchadneſſar leiſ a láiṁ anſa ſeaċtṁaḋ bliaḋain, trí míle Iúduiġe, aguſ triuir ar fiċid.

29. Anſa

29. Anſa nochtmhadh bliadhain dég do Nebuchadneſſar rug ſé leis a láimh ar Ierusalem ocht ccéd anam triochad agus a dó.

30. Anſa tres bliadhain fichiod do Nebuchadneſſar rug Nebuſaradan caiptin an gharda leis a láimh do na Iúdaighib ſeacht ccéd ceathrachad agus cúig: do budh ceithre míle, agus ſé céd na perſana uile.

31. Agus tárla ſan ſeachtmhadh bliadhain ar thriochad do dhaoirſine Iehoiacim Righ Iúdah anſa dara mí dég, anſa chúigeadh lá fichiod don mí, gur thóg Ebilmeródach Righ na babilóine ſuas an chéid bliadhain dá righe ceann Iehoiacim Righ Iúdah, agus thug amach as prioſún é.

32. Agus do labhair go ceinealta ris, agus do chuir ſé a chathaoir ós cionn chathaoireach na Riogh do bhí iona fochair ſan bhabilóin.

33. Agus do mhalairt ſé a chulaidh phrioſúnta, agus a duáigh ſé arán a ccomhnuidhe ar a choimhe uile láethe a bheatha.

34. Agus ar ſon a bhidh do beirthaoi biadh go cinnte dhó ó Righ na babilóine, cuid ronna gach aon lá go lá a báis ar feadh láethe a bheatha.

TRI.

# TRIADHUIN IEREMIAH.

## CAIB. I.

Cionnus ṡuiġios an ċaṫair go huáigneaċ do bhí lán do ḋaóinibh? cionnus atá sí cosṁuil re baintreabhuig? Ise noċ do bhí mór a measc na ccineaḋach, agus na bainṗrionnsa a measc na bproibhinnseaḋ, cionnus ṫáinic sí fa ḋuibhchíos.

* Jer. 13. 17. * Job. 7. 3. 2. Guilidh sí * go géar anns a * noiḋche, agus atá a deóra ar a gruáḋuibh a measc a háos gráḋa uile, ni bhfuil áon aice ċomḟurtuiġios í; do rinneadar a cáirde uile feall uirre, atáid siad na náṁaid aice.

3. Do ċuáiḋ Iúdah a mbraiġdionus do bhriġ aindeise, agus do bhriġ daóirsine móire: áitreabhuiġ sí a measc na ngeinteaḋ, ni ḟaġann sí suáiminos ar biṫ, rugadar a hingreamuiġ uile uirre a measc na ccumhgaḋ.

4 Caóinid sliġṫe Shion do bhriġ naċ ttig duine ar biṫ ċum a nféusta sollamonta: atáid a huile ġeataḋha uáigneaċ, osnuiġid a sagairt uile, atáid a maighdiona pianta, agus atá sí féin a searbhus.

* Deut. 28. 13 5. A siad a naiṁde * a huáċtaráin, rug a naiṁde biseaċ: óir do ċoiriġ an Tiġearna í: do bhriġ iomad a heaccairt, do ċúadar * a clann a

* Jer. 52. 28. mbraighdionas roimhe a náṁaid.

6. Agus dimṫiġ a sgiaṁ uile ó inġin Shion: atáid a prionnsaḋa amhuil cairrfiaḋa naċ bfaghann ingheilt ar biṫ, agus dimṫiġeadar gan neart roimhe an tingreamṫaċ.

7. Do ċuimniġh Ierusalem a láeṫibh a haindeise agus a boċtuine, ar a huile neiṫibh sóláśaċa do bhí aice anns na láeṫibh a nallód, an tan do ṫuiteadar a daoine a láim a náṁad, agus nar ċuiḋigh duine ar biṫ ria; do ċonncadar a naiṁde í, agus do rinneadar magadh fa na Sábóidibh.

8. Do ṗeacaiḋ Ierusalem go hiomarcach, uime sin atá sí ar na háṫruġaḋ: an méid do onóruiġ í, tarcuisniġid í, do bhriġ go bfacus a náire: a seaḋ, osnaġuiḋ sí, agus filliḋ siar ar a hais.

9. Atá a salċar iona sciortuiġibh, ni ċuiṁniġionn sí a crioċ dheiridh: uime sin ṫáinic sí sios go hiongantaċ, ni raibh cobhartaċ ar biṫ aice: a Thighearna, féuċ maindeise: óir do ṁéaduiġh an náṁuid é féin.

10. Do leaṫnuigh an náṁaid a láṁ amach ar a huile neiṫibh sóláśaċa: óir do ċonnairc sí go ndeaċadar na geinte a steaċ dá sanctóra, noċ dár aiṫin tú naċ * ttiucfaidis a steach ann do ċomċruinniuġaḋ. † Deut. 23. 3.

11. Osnaġuiḋ a daoine uile, iarruiḋ siad arán, ṫugadar a neiṫe taitneaṁaċa ar biaḋ, dfurtaċt a nanma: féuch a Thiġearna, agus meas, óir atáimsi beagluaiġ.

12. An ni gan suim dhibh é, an méid agaibhsi uile ġabhus láiṁ riom? féuchuidh, agus faicidh an bhfuil dóbrón ar biot mar mo dhóbrónsa, noċ do rinneaḋ orum, ler smaċtaigh an Tiġearna mé a ló a feirge buirbe.

13. O náird a nuas do chuir sé teine
ann mo chnámhuibh, agus beiridh sí buáidh na
naghaidh: do leathnuigh sé lion roimhe mo
chosaibh, dfill sé ar mais mé, do rinne
sé áonránach mé, agus lag ar feadh
an laói.

14. Do cheangail a láma cuibhreach
méigceirt; do sniomadh sé iad, agus
thangadar súas fám mhuinéal: thug sé
ar mo neart tuitim, do sheachuidh an Ti
ghearna iona lámhuibh mé, go nach bfeadaim
éirghe súas.

15: Do saltaigh an Tighearna sios mó
dhaoine cumhachtacha uile ann mo lár: do
ghoir sé oireachtus am aghaidh, do bhrui-
ghedh mo dhaoine óga: do bhruigh an Ti-
ghearna an mhaighdion ingean Iúdah amhuil
bhudh a numar fiona.

Jer 13. 17. & 14. 17. Cab. 2. 11. 16. Ar son na neitheannso * caóidim-
si, silidh mo shúil sios lé huisce,
do brigh go bfuil an cabartach noch do
bhearadh cabhair dom anam a bfad uáim: a-
táid mo chlann uáigneach do bhrigh go rug an
námaid buáidh.

17. Sinidh Sion amach a láma, agus
ni bfuil duine ar bioth chabhruigheas i:
thug an Tighearna aithne a ttáob Iácob
go mbia a naimhde fá ccuáirt iona thim-
chioll: atá Ierusalem mar mhnaói úath-
bhásaigh iona meassc.

18. Atá an Tighearna * ceart; óir
Deut. 9. 7. do chathuigh misi a naghuidh a aitheantadh:
éistigh, iarruim dathchuinge oruibh, a
phobal uile, agus féuchuidh mo dhóbrón:
do chúadar mo mhaighdiona agus mo dha-
óine óga a mbraighdionus.

19. Do ghoir mé ar maosgrádha,
.233. acht do mhealladar mé; déugadar mo
shagairt, agus mo shinsir annsa chathruigh,
an feadh diarradar a mbiadh dfurtacht a
nanmann.

20. Féuch, a Thighearna, óir a-
[...]16. 11. táimsi a naindeise, atáid * minidhe a
[...]41. 36. mbuáidhirt; diompoigh mo chroidhe io-
nnam a stigh: óir do chuáidh mé a neasum-
las go hiomarcach: marbhuidh an cloi-
dheamh amuigh, an bás a stigh.

21. Do chúaladar go nosnaghuimsi,
ni bfuil duine ar bith dom chomhfhur-
tacht; do chúaladar mo naimhde uile
mo thrioblóid, atá lúathgháir orra do
bhrigh do ndearnna tú sin; do bhearna tú an
lá noch dfuagair tú, agus béid siadsan
cosmhuil riomsa.

22. Tigeadh a néigceart uile dot la-
thair, agus dean riu mar do rinne tú ri-
omsa, ar son méigceart uile: óir is
iomadamhuil mosnadha, agus lag mo
chroidhe.

---

C A I B. 2.

Cionnus dfoluigh an Tighearna
ingean Shion lé néull iona
feirg, agus do theilg si-
os ó neamh go talamh sgiamh
Israel, agus nar chuimnigh
a chostól a ló a feirge?

2. Do shluig an Tighearna súas uile
áitreabhtacha Iácob, ni dhearna sé truáighe:
do theilg sé sios iona feirg daingneacha
láidre ingine Iúdah: thug sé sios go
talámh iad, do thruaillig sé an rioghacht
agus a prionnsadha.

3. Do Gheárr sé amach iona dhibfeirg
adharc Israel uile: do tharruing sé ar a
hais a lámh dheas ó roimhe a námhuid, a-
gus do las sé a naghaidh Iácob, cosmhuil
ré teine lasamhuil, noch loisgeas timchi-
oll fa ccuáirt.

4. Do chám sé a bhogha mar do dhéanadh
námhuid; do sheas sé lé na láimh deis mar
eascarruid, 7 do mharbh sé gach a raibh
taithneamhach leis an tsúil a ttigh ingine
Sion: do dhóirt sé amach a dhibfeargh a-
mhuil teine.

5. Do bhi an Tighearna mar námhuid: do
shluig sé súas Israel, do shluig sé sú-
as a páláis uile: do sgrios sé a da-
ingneacha láidre agus do mhéaduigh sé a
ningin Iúdah dóbrón agus cuma.

6. Agus rug sé as go héigionntach
* a thigh mar do biath amhuil gáirdín, do sgrios sé a áite oireachtais: thug an *Psal. 80 13 & 89 41. & Isa. 5. 5.
Tighearna fa dearmad na féustuigh solla-
monta, 7 an tsáoire do dhéanmadh a Si-
on, agus do tharcuisnigh sé a ccuthach
a feirge, an sagart agus an Righ.

7. Do ṫeilg an Tiġearna a sgéaċ a altóir, agus dfúaṫaiġ sé a sanctóir: do sgaoil sé súas a láim na náṁad ballaḋa a pháláis: do rinnedar gáir a ttiġ an Tiġearna aṁuil a ló féusta sollamonta.

8. Do ṫriall an Tiġearna ballaḋa inġine Sion do millleaḋ: do sín sé dórubha amaċ, níor ċoṁnaim sé a lám ó a ndíoṁilleaḋ: ar a son sin tug sé ar an dídean, ⁊ ar an mballa caóí, do ċuadar a nésgcrúas lé ċéile.

9. Do sluigeaḋ a ngeataḋa ansa talam, do aidṁill sé agus do bris sé a barraḋa: agus atá a Riġ agus a prionnsaḋa a measc na ngeinteaḋ, ní bfuil dliġeaḋ ann ní sa mó, ní faiġid * a fáiġe fós fís ar biṫ ón Tiġearna. * Psal. 74. 9.

10. Suiġid sinnsir inġine Sion ar an ttalam, agus bíd na ttosd; do ṫeilgiodar luáiṫreaḋ ar a cceannaib, agus do ċriosluiġeadar iad féin lé saiclodaċ; cromaid maiġdiona Ierusalem a cceann síos gus an ttalam.

11. Dfailliġeadar mo súile le déoraib, atáid m'inniġe buáidearta; do dóirteaḋ m'aéġe ar an ttalam ar son aidṁillte inġine mo ḋaóine, do ḃriġ go ndfainniġid an ċlann, agus na naóidin a sráidib na caiṫreach.

12. Adeirid siad re na máiṫrib, cáit a bfuil arbar agus fíon? an tan ṫuitid aṁuil daóine gonta a sráidib na caiṫreaċ, a nuáir do dóirteaḋ a nanam amaċ a nuċt amaṫar.

13. Cred an ní ġéabus mé dfiaḋnuise ar do son? cred an ní saiṁleoċus mé riot, a inġean Ierusalem? cred ċomṁórad riot, ċor go ccomfurtoċainn ṫú, a ṁaiġdion inġean Sion? óir is mór mar a ḃfairrge do ḃriseaḋ, cia ḟéadas do leiġios?

14. Do * ċoncadar ṫfáiġe neiṫe díoṁaóine leamha ort, agus níor foillsiġeadar héaccceart, dfilleaḋ do ḋaóirsine: acht do ċonncadar úalaiġe neimfírinneaċa ort, agus cúis díbeartha. † Jer. 2, 8. & 5. 31. & 14. 14. & 23. 16.

15. An méid ġabus ṫort, buáilid siad a láma as do ċoinne: do níd siad magaḋ, agus croiṫid a ccinn ar inġin Ierusalem, ag ráḋ, an í so an ċaṫair dá ngoirdís daóine, * iomláine sgéiṁe, agus sólás an doṁain uile? * Psal.

16. Dfosgladar do naimde uile a mbéul ad aġaiḋ: siosarnuiġid siad, agus gíosanuiġid a bfiacla: adeirid siad, do sluigeamar súas í, go deimin as é so an lá lé raiḃ ar súil: fuaramar é, agus do ċonncamar é.

17. Do rinne an Tiġearna an ní do * ṫionnsgain sé; do ċoiṁlíon sé a ḃriaṫar, noċ daiṫin sé ansna laeṫib a nallód; do ṫeilg sé síos, agus níor ġaḃ truáiġe é: agus tug sé ar do náṁuid gáirdiuġaḋ ós do ċionn, do ċuir sé adharc hesccarad súas. * Leb. 26. 16. Deut. 28. 15.

18. Déigh a cconroide ċum an Tiġearna: ó * a balla inġine Sion, sileadis deóra síos aṁuil sruṫ a ló agus a noiḋċe; ná taḃair suáimnios ar biṫ ort féin, ná coisgeaḋ rinn do rosg. * Jer. 14. 17. Caib. 1. 16.

19. Eiriġ, goir na coiṁéadḃ san noiḋċe, a ttús na faire, dóirt amaċ do ċroiḋe aṁuil uisge a bfiaḋnuisi aiġṫe an Tiġearna: tóig súas do láṁa ċuige sion, ar son beaṫa do leanaḃ óg, noċ anbfainniġios doċras a cceann gaċ aon tsráide.

20. Féuċ, a Ṫiġearna, ⁊ measc cia dá ndearnadh tú so: a niosaid na mná a ttoraḋ, agus naóidin a bfad réise? an marḃfuiġear an sagart agus an fáiġ a sanctóir an Tiġearna?

21. Luiġid na daóine óga agus seana ar an ttalam ansna sráidib, do ṫuiteadar mo ṁaiġdiona, agus mo ḋaóine óga leis an cclaiḋeaṁ; do ṁarḃ tú iad a ló ṫfeirge, do ṁarḃ tú agus níor ċoigil tú iad.

22. Do ġoir tú mar bud a ló féusta mo ċriṫeagla timċioll fa ccuáirt: ionnus naċ deaċaiḋ duine ar biṫ as, ⁊ nar ṁair aon a ló feirge an Tiġearna: do ḋíoḃáiġ mo náṁuid an dream do oil mé, agus tug mé súas. * Jer. 20.

## C A I B. 3.

IS misi an duine do ċonnairc aindeise le slait a ḟeirge.

2. Do ṫreoruiġ sé misi, agus rug sé a ndorċadas mé, acht ní ċum soluis.

3. Go deiṁin diompuiġ sé am aġaiḋ, fillidh sé a láṁ am aġaiḋ ar feaḋ an láe.

4. Do rinne sé m'feóil, agus mo ċroiceann foirfe, do bris sé mo ċnáma.

5. Do ṡuiḋ sé am aġaiḋ, agus do ṫimċill sé mé lé domblas, agus lé hastar.

6. Do ṡuiġiḋ sé mé a náitiḃ dorċa, mar na daoiniḃ fuáir bás fada ó ṡin.

7. Do ċuir sé fál am ṫimċioll fá ccuáirt, go nach bfédaim teaċt amach: do rinne sé mo ṡlabrada trom.

8. Mar an ccéadna, a nuair ċomġcim, agus ġáirim, congmuiḋ sé murnaiġ amach.

9. Do iáiḋ sé a steiġ mo ṡliġṫe lé cloċaiḃ snoiġṫe: do rinne sé mo ċasáin cam.

10. Do ḃí sé dáṁsa aṁuil beiṫir a luiḋeaċán, agus aṁuil leoṁan a náitiḃ uáigneaċa.

11. Dfill sé mo ṡliġṫe do leaṫtaóiḃ, do ṫarruing sé am ċoṫċannuiḃ mé: do rinne sé áonránach mé.

12. Do ċam sé a boġa, agus do ṡuiġiḋ sé misi mar chomhartha dha ṡoiġiḋ.

13. Thug sé ar ṡoiġdiḃ a ḃolgáim dul a steach ann mo duḃánnuiḃ.

14. Do ḃí mé am * ṁagaḋ dom daóiniḃ uile, agus am abrán ar feaḋ an láe. * Ier. 20. 7.

15. Do líon sé mé lé searḃus; do ċuir sé ar meisce mé lé murmónta.

16. Do bris sé fós m'fiacla lé cloċaiḃ gainiṁín; dfoluiġ sé mé lé luaiṫ.

17. Agus dáṫruiġ tú manam á ḃfad ó ṡioṫċáin, do ḋearmuid mé sonas.

18. Agus a duḃairt mé, atá mo neart agus mo ḋóṫċus ar na ṁuġaḋ ón TTiġearna,

19. Ag cuiṁniuġaḋ maindeise agus mo ḃoċtuine, an murmónta agus an domblas.

20. Atáid siad a ccuiṁne do ġnáṫ ag manam, agus do huiṁliġeaḋ ionnam é.

21. Goirim so a ris ċum mintinne, uime sin atá dóṫċus agam.

22. Is do ṫróċaire an Tiġearna naċ bfuilmid aiḋmillte, do ḃríġ naċ bfaillíġid a ghrása.

23. Atáid núaḋ gaċ aon ṁaiḋin: is mór ṫairisintaċtsa.

24. Isé an Tighearna mo * ċuid ronna, a deir manum, uime sin is ann biás mo ḋóiġ. † Psal. 16 5. & 73. 26. & 119. 57. Ier. 10. 16.

25. Is maiṫ an Tiġearna don ṁéid fheithfios air, do nanam iarras é.

26. Is maiṫ go ccuirfeaḋ duine a ḋóiġ aráon, agus go bfeiṫfeaḋ go ceannsa ar ṡlánuġaḋ an Tiġearna.

27. Is maiṫ do ḋuine an ċuing diomċar iona óige.

28. Suiġiḋ sé na áonar, agus biḋ sé na ṫost, do ḃríġ gur ġaḃ sé air féin é.

29. Cuiriḋ sé a ḃéul ann sa luaiṫreaḋ, dá maḋ éidir dóṫċus do bheith ann sin.

30. Do beir sé a ġruáiḋ don té buáiles é, atá sé ar na líonaḋ lán do sgannail.

31. Oir ní ṫeilgfiḋ an Tiġearna ḋe go bráṫ.

32. Acht má tá go noibriġionn sé doilġios, giḋeaḋ biáiḋ truaiġe aige do réir iomaid a ṫrócaireaḋ.

33. Oir ní ṗianann sé go toilġeamhuil, ní mó ġortuiġionn sé clann na ndaóine.

34. Do bruġaḋ ṗriosúnaċ na talṁan uile fa na ċosaiḃ,

35. Diompóġ ceart duine do leaṫtaoiḃ as coinne aiġṫe an ti is ro áirde,

36. Do ċlaóiḋ duine iona ċúis, ni ḋearbhan an Tiġearna.

* Psal. 33 9. 37. Cia hé an té * a deir, agus go dtiucfa a ccrich a nuáir nach aitniġionn an Tiġearna é?

Amos 3.6. 38. A né naċ ttig maiṫ * agus olc as béul an té is ro áirde?

39. Uimesin cred fa ngearánan duine béo, duine ar son pionóis a ṗeacaiḋ?

40. Spionam, agus dearbham ar sliġṫe, agus fillem a ris ċum an Tiġearna.

41. Tógbam súas ar ccroiḋthe maille re ar lámhuibh ċum Dé ansna neamhuibh.

42. Do ċiontuiġeamar, agus do rinneamar cogaḋ, agus nior ṁaith tusa.

43. Dfoluiġ tú lé feirg agus do ainlean tú sinn: do ṁarb tú, ni raib truáiġe agad.

44. Dfoluiġ tú ṫú féin lé néull, ionnus naċ raċaidis ar nurnaighṫe ṫrid.

† 1 Cor.4.13. 45. Do rinne tú sinne amhuil * salċar, agus droichmeasta a measg an ṗobail.

46. Dfosgladar ar naimhde uile a mbéul ar naġaiḋ.

* Esa. 24.17. 47. * Tháinic eagla agus paintéar orrainn, áonránacht agus aiḋmilleaḋ.

48. Siliḋ mo ṡúile sios lé sroṫaibh uisge, do briġ aiḋmillte inġine mo ḋaóine.

49. Dóirtiḋ mo ṡúil sios, agus ni scuirionn si gan ċosg ar biṫ;

50. Nó go bfféuċa an Tiġearna a núas, agus go bfaiciḋ ó neaṁ.

51. Doilġiosuiġ mo ṡúil mo ċroiḋe, do briġ uile inġeana mo ċaiṫreach.

52. Do leanadar mo naimhde mé go ġéur, amhuil éun, gan aḋbhar.

53. Do ġearradar amaċ manam ansa ċarcair, agus do ṫeilgeadar cloċa orum.

54. Do ṫuiliġeadar uisgeaḋa ṫar mo ċeann: ansin a dubhairt mé, do ġearraḋ amaċ mé.

55. Do ġoir mé ar hainmsi, a Thiġearna, as an ccarcair ioċtaruiġ.

56. Do ċúala tú mo ġuṫ, na ceil do ċlúas air manáilsi rem éiġioṁ.

57. Tháinic tú a ccoiṁġar ansa ló ar ġoir mé ort: a dubhairt tú, ná bioḋ eagla ort.

58. O a Thiġearna, do ṫagair tusa cúise manma, dfúasgail tú manam.

59. O a Thiġearna, do ċonnairc tú mísgcóir, beir breaṫ ar mo ċúis.

60. Do ċonnairc tú a ndioġaltas uile, agus a smuaintiġṫe uile am aġaiḋsi.

61. Do ċúala tú a masla, a Thiġearna, agus a ttionnscanta uile am aġaiḋ;

62. Puisine na druinge déiriġ súas am aġaiḋ, agus a ttionnscanta am aġaiḋ ar feaḋ an láe.

63. Féuch a suiḋe sios, agus a néirġe súas, is misi a ccéol.

64. Cuitiġ riu luáiġeacht, a Thiġearna, do réir oibre a lám.

65. Tabhair doilġios croiḋe dóibh, tabhair do mallaċt dóib.

66. Ainlean agus dioḃáiḋ iad a bfeirg, go naċ béid faói * neaṁuiḃ an Tiġearna. † Psal. 8.3

---

CAIB. 4.

Cionnus ṫáinic an tór ċum beiṫ dorċa? cionnus do háṫruiġeaḋ an tór ro finealta? do teilgeaḋ amach cloċa na sanctóra a mullaċ gach áontsráide.

2. Mic mórluaiġ Sion, a ccoimmeas ré hór fineulta, cionnus atáid ar na measi amhuil criaḋ, obair an potadóra?

3. Eaḋon tangid na miolta móra an ċioċ amaċ, do beirid cioċa dá nógaibh: atá inġean mo ḋaoinesi ain-

truóċaireach

thróchdhech, cosmhuil ris a nostruic ann sa bhfásach.

4. Ceanglaidh teanga naóidhin na cciốch do charbad a bhéil lé tart: iarruid an dlann óg arán, agus ni bhrisionn duine ar bith chuca é.

5. An drong do biathadh go só-ghamhuil, atáid aonránach annsna sráidibh: an luchd tugadh súas a sgarloid, gráduighid siad na cárnáin aóiligh.

6. Oir is mó péin lochdghniomh inghine mo dhaóinesi ná péin pheacaidh Shodom, noch do * diothlaithriughadh a móment, agus nar fan láma ar bith uirre.

†Gen.19.25.

7. Do budh gloine a Nasaritigh ná sneachda, do budh gile iad ná bainne, do budh deirge a ccorp Rubinidh, do bhi a mine mar Shaphir.

8. Is duibhe a ndreach ná gúal, ni haithentar annsna sráidibh iad: ceanglaidh a ccroicionn dá ccnámhaibh, do chrion sé: is cosmhuil é lé maide.

9. Is fearr an luchd marbhthar leis an ccloidhemh ná an luchd marbhthar leis an ngorta: óir seargaid, buáilte thríotha do dhíth torthadh an mhachaire.

10. Do bhearbhadar láma na mban * ttrúaghánta a cclann féin, budh iad a mbiadh a sgrios inghine mo dhaóinesi.

*2Righ. 9. 20. Deut. 28. 57.

11. Do choimhlion an Tighearna a dhibhfeirg, do dhóirt sé amach a fheirg bhorb, agus do las sé teine ann Sion, agus do loisc si a bunáite sion.

12. Ni chreidfidis Righthe na talmhan, agus uile áitreabhtacha an domhain, go rachadh a neascara, agus a námhaid a sdech a ngeataibh Ierusalem.

*Ier. 5.31. & 23.21.

13. * Ar son pheacaidh a fáidh, agus éigceart a sagart, noch do dhóirt fuil na bhfiréun iona lár;

14. Do seachránadar amhuil daóine dalla annsna sráidibh, do thruáilledar iad féin lé fuil, ionnus nar fhédadan daóine buáin re na néadaighibh.

15. Dhéighiodar orra, imthighidh-si, atá si neamhghlan, imthighidh, imthighidh, ná bainidh riu, a nuáir do theithedar rompa, agus do seachránadar: a dubhradar a measg na ngeinteadh, ni choimneochaidh ni sa mó ann sin.

16. Do roinn fearg an Tighearna iad, ni chuirfidh sé suim ni sa mó iontta: ni raibh meas aca ar phearsannaibh na sagart, ni raibh fabhar aca do na sinnsioraibh.

17. Air ar soinne, dfailligheadar ar súile fós fan cabhair díomhaóin: ann ar bhfaire dfeitheamar ar chinedh nar fhéd ar ttárthail.

18. Lorgaid ar ccoiscéime, go nach bhféadmaoid siubhal ann ar sráidibh: atá ar ccrioch láimh rinn, do coimhlionadh ar laethe: óir táinic ar ccrioch.

19. Is luáithe ar ninnghreamaigh náid iolair neimhe: dainlenadar siad sinn ar na sléibhtibh, do chuireadar luigheacán orainn annsa bhfásach.

20. Do gabhadh ungtach an Tighearna, anál * ar bpolláireadh, iona logaibh, noch ré a ndubhramar, faói na sgáile mairfiom a measg na ngeinteadh.

*Gen 2. 7.

21. Gáirdigh, agus bíodh lúathgháir ort, a inghean Edom, noch áitreabhus a bhfearann Us; rachaidh fós an cupán thar chugadsa: biáidh tú ar meisce, agus do dhéna tú tú féin tárnochd.

22. Do coimhlionadh pionós heigceirt, a inghean Shion, ni bhéra sé ni sa mó tú a ndaoirsine; cuáirteocha sé héigceart, a inghean Edom, foillseochaidh sé do pheacaidhe.

## CAIB. 5.

Cuimhnigh, a Thighearna, cred táinic orainn; meas, agus féuc ar masla.

2. Do hiompoigheadh ar noighreacht chum coimhthigheach, ar ttighthe chum eachtrannadh.

3. Atá-

3. Atámaoid ar ndílleachtaibh agus gan athair, ar máithre mar bhaintreabhachaibh.

4. Díbheamar ar nuisge ar airgiod, do rachadh ar ccoill ruinn.

5. Atáid ar muinéil fa ingreim: sáothruighmid, ┐ ní faghmuid suaimhneas ar bith.

6. Thugamar an lámh dona hÉgiptéachaibh, agus do na hAssirianachaibh, dar sásadh lé harán.

† Jer.31.22. Ezec.18.2. 7. Do * pheacuigheadar ar naithre, agus ní mhaireid, agus diomchramaoidne a néigceart.

8. Do bhádar seirbhísigh na nuachtaránuibh orruinn, ní bhfuil duine ar bith sa-orus sinn as a lámhuibh.

9. Fúaramar ar narán lé guais ar nanman, do bhrígh chloidhimh a nfásaigh.

† Psal.11.38. 10. Do bhí ar * ccroicion dubh cosmhuil re sorn, do bhrígh na gorta adhfuathmhaire.

11. Do éigniugheadar na mná a Sion, agus na maighdiona a ccaithreachaibh Iudah.

12. Do crochadh prionnsadha súas lé na láimh, agus níor honóruigheadh aighthe na senóireadh.

13. Do ghabhadar na hógánaigh chum meilte, agus do thuitiodar an chlann faói an cconnadh.

14. Do scuireadar na senóiridhe ón gheata, na hógánuigh ó ná ccéol.

15. Do scuir gáirdeachus ar ccroidhe; do hiompoigheadh ar ndamhsa chum dóbhróin.

16. Do thuit an choróin ó ar ccionn: is truagh dhúinn do bhrígh gur pheacuigheamar.

17. Ar a son so atá ar ccroidhe anbhfann, do bhrígh na neitheannsò atáid ar súile lagraadharcach.

18. Do bhrígh shléibhe Sion, noch atá uáignech, siubhluighid na sionnaigh air.

19. Thusa * a Thighearna, mairidh tú go síorruidhe, do chathaoir ó ghinealach go ginealach. Psal. [illegible] & 29.10. & 102.13. & 145.13.

20. Creud fá ndearmadfuigheann tú sinne go bráth, agus fa ttréigion tú sinn an comhfadsa dhainsin. † Jer.31.18

21. * Iompoighse sinne chugad, a Thighearna, ┐ biaim ar niompóghadh: athnúadhaidh ar láethe amhuil a nallód.

22. Acht do theilg tú díot sinn thríd amach; atá tú ro fheargach ar nar-ghaidh.

# Leabhar a Nfaigh Esechiel.

## CAIB. I.

ANois táinig a ccrích anſa tríochadmhadh bliadhain, anſa ċeathramhadh mí, an cúigeadh lá don mí, mar do bhí miſi a measg na mbrághad láimh ré habhuinn Chebar, gur hosgladh na neimhe, agus go bhfaca mé fís Dé.

2. Anſa ċúigeadh lá don mí (noch do bhí anſa ċúigeadh bliadhain do dhaoirsine an Righ Iehoiacim)

3. Tháinic briathar an Tighearna go follus go Hesechiel an sagart, mac Buzi, a ccrich na cCaldéanach, láimh ré habhuinn Chebar, agus do bhí lámh an Tighearna air ann sin.

4. Agus dhearc mé, agus féuch, táinic gaoth ghuairdeáin as an ttuaiſceart, néull mór, agus teine agá casadh féin, agus do bhí loinnradh na timċioll, agus sa a lár amach mar dhath ombra, amach as lár na teineadh.

5. Mar an ccéadna táinic as a lár amach cosamhlacht ceithre mbeathach: agus do bhé so a ttaisbenadh, do bhí cosamhlas duine orra.

6. Agus do bhádar ceithre haighthe ag gach aon díobh, agus do bhí ceithre sciatháin ag gach aon díobh.

7. Agus do budh cosa dírgheacha a ccosa, agus do budh cosmhuil bonn a ccos ré bonnuibh cos gamhna, agus do dhruitleadar cosmhuil ré dath práis líomhtha.

8. Agus do bhádar lámha duine aca fói na sciatháinnuibh ar a cceithre taobhuibh, agus do bhí ag an cceathrar a naighthe agus a sciatháin.

9. Do bhádar a sciatháin ceangailte gach aon dar oile; níor iompoigheadar an tan do ghluaisiodar, do ċuaidh gach aon aca go dírgheach ar a naghaidh.

10. Ar son cosamhlas a naighthe, do bhí aca na cceathrar aghaidh duine agus aghaidh leomhain ar an ttaobh ndeas, agus do bhí gnúis daimh aca na cceathrar air an ttaoibh ele, do bhí fós aca na cceathrar gnúis iolair.

11. Is marso do bhádar a naighthe: agus do bhádar a sciatháin sínte suas, dá sciathán gach aóin ceangailte dá chéile, agus dá sciathán ag folach a ccorp.

12. Agus do ċuaidh gach aon díobh go dírgheach ar a naghaidh: mar a raibh an spiorad ar ti dul, do ċuadar, agus níor filleadar, a nuair do imthigheadar.

13. Ar son cosamhlasa na mbeathach, do bhí a ttaisbéanadh cosmhuil ré sméroidibh dearga teineadh, agus cosmhuil ré taisbenadh lóchrann: do ċuaidh ré sios agus suas a measg na mbeathach, agus do bhí an teine lasamhuil, agus do ċuaidh tintreach amach as an tteine.

14. Agus do ritheadar na beathaighe, agus dfilleadar amhuil taisbénta lasrach tintighe.

15. Anois an tan do ċeic mé air na beathaighibh, féuch, aon roithlean air an ttalamh láimh ris na beathaighibh, gona ceithre haighthibh.

16. Do budh cosmhuil taisbenadh na rothadh, agus a nobair ré dath berill: 7 do budh aoncosamhlacht do bhí

aca

aca na ccęṫrar, agus do bí a ttais-
bénadh agus a nobr̃ mar rota a lár
rota.

17. An tan do ġluáisdís do ġlu-
áisdís re a cceiṫre táobuib, agus ní
ḟilldís a nuáir do imṫiġdís.

18. Ar son a bḟáiġġeo, do bádar
an comárdsin go rabadar uaṫbárać,
agus do bádar a bḟáiġġeo lán do ṡúi-
lib fa ccuáirt timċioll an cheṫhrair
sin.

19. Agus an tan do ġluáisdís na
beṫaiġe, do ġluáisdís na roiṫleáin leó:
agus a nuair do tógṫaoi suas na beṫai-
ġe ón ttalam, do tógṫaoi na roi-
ṫleáin suas.

20. Giḋ bé áit a mbioḋ an spiorad
ar ti dul, do ṫeiġdís ann, ann sin do
bí a spiorad san ċum dul; agus do tóg-
ṫaoi na roṫaḋa suas go díreċ ós a
ccionn: óir do bí spiorad beṫaiġ ann-
sna roṫaib.

21. A nuáir do ġluáisdís sin, do
ġluáisdís so: agus a nuáir do ṡesai-
dís sin, do ṡesaidís so: a nuair do
tógṫaói sin suas ón ttalam, do tóg-
ṫaoi na roiṫleáin suas ós a ccoinne:
óir do bí spiorad beṫaiġ annsna roiṫ-
leánaib.

22. Agus do bí cosamlaċt na
spéire os ċennaib an beṫaiġ, amhail
daṫ an ċriostail uaṫbárais, sinte
amaċ ós a ccenn suas.

23. Agus fáoi an spéir do bádar
a sciaṫáin go díreċ, gaċ áon leṫ re
ċéile; do bí a dó ag gaċ áon, noċ
dfolaiġ don taóibsi, agus do bí a dó
ag gaċ áon noċ do folċaḋ don taoib-
sin a ccorp.

24. Agus an tan dimṫiġedar, do
ċúala mé torman a sciaṫán amhail tor-
mán uisgeḋ móra, amhail guṫ a nuile-
ċumhaċtaigh, guṫ cainte amhail tor-
mán sluáigh; an tan do ṡesadar
do léiġedar a sciaṫáin sios.

25. Agus do bí guth ón spéire do
bí ós cionn a ccenna an tan do ṡesa-
dar, agus do léiġedar sios a scia-
ṫáin.

26. Agus do bí ós ċionn na spéire
do bí ós cionn a ccenna cosamlaċt ca-
ṫaóire ríoġa, amhail taisbénaḋ ċloiċe
Saphir, agus do bí ar ċosamlaċt na
caṫaoire samlaċus amhail taisbenaḋh
duine os shuas.

27. Agus do ċonnarc mé mar daṫ
omra, mar ṫaisbenaḋ teineḋ na tim-
ċioll fá ccuáirt a stiġ ann: ó ṫais-
bénaḋ a leasraigh agus ós a ċionn, a-
gus ó ṫaisbenadh a leasraiġ agus fáoi,
do ċonnarc mé mar do bheith taisbe-
naḋ teineḋ, agus do bí loinnir ann tim-
ċioll fa ccuáirt.

28. Mar ṫaisbénaḋ an boġa atá
san néull a ló na fearṫanna, marsin do
bí taisbenaḋ an dealraiġ timċioll fa
ccuáirt. Do bé so taisbénaḋ cosam-
laċta ghlóire an Tiġerna, agus a
nuáir do ċonnarc mé, do ṫuit mé ar ma-
ghaiḋ, agus do ċúala mé guṫ áoin do
labair.

## CAIB. 2.

AGus a dubairt sé riomsa, a
mhic, an duine seas ar do
ċosaib, agus laibeora misi
riot.

2. Agus do ċuáiḋ an spi-
rad a steċ ionnam, an tan do labair sé
riom, agus do ċuir sé os mo ċosaib mé,
ionnus go ccúala mé an té do labair
riom.

3. Agus a dubairt sé riom, a mhic
an duine, cuirim thu go cloinn Israel,
go cineḋ easumal do ċuáiḋ a neasonta
am aghaiḋsi; do ciontuiġedar féin
agus a naiṫre am agaiḋ gus an ló a
niug

4. Óir is clann mionáireċ iad agus
cruáḋċroiḋeċ: cuirim ṫusa ċuca, agus
a dearna tú riu, is marso a deir an
Tiġerna Dia.

5. Agus má éistid siad, nó má
ċoisgid

coisgid (óir is tigh easumhal iad) tigis
sin biáidh a fios aca go raibh fáidh iona
measg.
6. Agus tusa a mhic an duine, ná
bíodh egla ort rompa, agus ná bíodh
egla a mbriathar ort, mar tá go mbéid
dreasa 7 dosáin maille riot, 7 go nai-
teocha tú a measg naithreach nimhe: ná bíodh
egla ort re na mbriathraibh, agus ná
bí anbhuáinneach fá na naighthibh, bíodh go
bfuilid na ttigh easumhal.
7. Agus laibheora tú mo bhriathra-
sa riu, má éistid, nó má sguirid, óir
atáid ró easumhal.
8. Acht, tusa a mhic an duine,
cluin cred a deirim risi riot, ná bí e-
asumhal cosmhuil ris an ttigh easumhal
sin: fosgail do bhéul, agus * ith an
Taisb.10.9. ní bheirim-si duit.
9. Agus a nuair dhamharc mé, féuch,
do cuireadh lámh chugam, agus féuch
do bhí rola leabhair inte.
10 Agus do leathnuigh sé ós mo
choimhe é, agus do bhí sé sgríobhtha a
sdigh agus amuigh, agus do bhí sgrí-
obhtha ann caoineadh, osnadha, agus mairgneach.

---

## CAIB. 3.

TUillemh oile a dubhairt sé
riomsa, a mhic an duine,
ith an ní do gheibh tú, ith an
rolaso, agus éirigh, la-
bhair ré tigh Israel.
2. Annsin dfosgail mé mo bhéul, a-
gus tug sé orum an rola sin.
3. Agus a dubhairt sé riom, a mhic
an duine, tabhair do do bholg ithe, agus
lion do mhionach leis an rolaso bheirim-si
[...] duit, annsin * a duaigh mé é, agus do
bhí sé ann mo bhéul mar mhil ar millsi.
4. Agus a dubhairt sé riom, a mhic
an duine, imthigh, éirigh go tigh Isra-
el, agus labhair rem bhriathraibh riu.
5. Oir ní cuirthear tú a ccion da-
oine do ghlór coimhthigheach, agus do
theanga chruaidh, acht chum tighe Israel:
6. Ní chum mórain daoine do ghlór
coimhthigheach, agus do theanga chruaidh,
nach féidir duit a mbriathra do thuigsin:
go deimhin dá ccuirinn chuca sin tú,
do éisdfidís riot.
7. Acht ní éisdfid tigh Israel ri-
ot; óir ní éisdfid siad riomsa: óir
atá tigh Israel uile mionáireach, agus
cruadhchroidheach.
8. Féuch, do rinne mé haghaidh lái-
dir a naghaidh a ngnúise, agus hédan
láidir a naghaidh a nédansan.
9. Amhuil adamant is cruaidhe ná
cloch teined do rinne mé hédan; ná him-
eagluidh iad, agus ná * hanbfainnigh le * Taisb. 1 8.
na bféuchanaibh, mar tá go bfuilid na
ttigh easumhal.
10. Tuilleadh oile, a dubhairt sé ri-
om, a mhic an duine, gabh ann do chroidhe
mo bhriathrasa uile, noch laibheorus mé
riot, agus cluin lé do chluasaibh.
11. Agus éirigh, imthigh mar bhfui-
lid lucht na braighde, chum do dhaoine féin,
agus labhair riu, agus innis dóibh, is mar-
so a deir an Tighearna Dia, má éistid,
nó má sguirid.
12. Annsin do thóg an spiorad sú-
as mé, agus do chuala mé am dhiaigh
guth tormáin mhóir [ag rádh] go mbudh
beannuighthe glóir an Tighearna ó na áit.
13. Do chualaidh mé fós fuáim scia-
thán na mbeathach do bhean re chéile, agus
tormán na rothadh ós a ccionn thall 7
tormán fuáime móire.
14. Ann sin do thóg an spiorad
súas mé, agus rug sé leis mé, agus
do ghluáis mé a seirbhus, a tteas mo
spioraide, acht do bhí lámh an Tighearna
láidir orum.
16. Annsin táinic mé gus na braigh-
dibh go Telabib, noch do chomhnuigh
láimh ré habhuinn Chebar, agus do
shuidh mé mar an suigheadarsan, agus
dfan mé annsin uathbhásach na measg
seacht lá.

16. Agus tárla a ccionn na seacht lá, go ttáinic briathar an Tighearna chugam, ag rádh,

‡Caib. 33. 7. 17. A mhic * an duine, do rinne mé fear faire dhíot do thigh Israel: uime sin éist an briathar óm bhéul, agus tabhair rabhadh dóibh uáimsi.

18. An tan a déara misi ris an cciontach, do gheba tú go deimhin bás, agus nach ttiubhra tusa rabhadh dó, agus nach laibheora tú do thabhairt rabhaidh don chiontach fá na dhroichshlighe dó shábháil a anma, éugfaidh an drochduine sin iona éigceart féin: acht iarrfa misi a fhuil as do láimhsi.

19. Giodheadh má thugann tusa rabhadh don chiontach, agus nach bfillfidh ó na chiontuibh, nó ó na dhroichshlighe, éugfa sé iona éigceart, acht do shaor tusa hanam féin.

20. A ris a nuáir fhillfios duine
†Caib. 18. 24. * fíréunta ó na fhírinntas, agus do dhéana sé peacadh, agus chuirfeas misi ceap tuislighe roimhe, do gheba sé bás, do bhrígh nach ttug tusa rabhadh dó, gheba sé bás iona pheacadh, agus ní cuimhneochthar a fhírinntacht noch do rinne sé; acht iarrfa mé a fhuil as do láimhse.

21. Giodheadh má bheir tú rabhadh don duine fíreunta, ionnas nach bpeacochaidh an fíréun, agus nach déana sé peacadh; go deimhin mairfidh sé do bhrígh go bfuáir sé rabhadh: mar an ccéadna do shaor tusa hanam féin.

22. Agus do bhí lámh an Tighearna ansin orum, agus a dubhairt sé riom, éirigh, imthigh amach ansa réitech, agus laibheora misi riot ansin.

23. Ansin déirigh misi, agus féuch do sheas glóir an Tighearna ansin, mar
*Caib. 1. an nglóir do * chonnairc mé ag sruth Chebar, agus do thuit misi ar mo aghaidh.

24. Ansin do chuáidh an spiorad ionnam, agus do shuidhigh sé ar mo chosaibh mé, agus do labhair sé riom, agus a dubhairt riom, éirigh, druid thú féin a sdigh ann do thigh.

25. Acht tusa a mhic an duine, cuirfid siad cuibhreach ort, agus ceangolaid siad tú maille riu agus ní racha tú amach iona measg.

26. Agus do bhéara misi ort do theangaidh ceangal do charbad do bhéil, chor go mbia tú balbh, agus nach biáidh tú ad fhear imdheargtha; óir is tigh ceannairceach iad.

27. Acht an tan labhraim riot, fosgeola mé do bhéul, agus a déara tú riu, is marso a deir an Tighearna Dia, an té chluinneas cluineadh sé: agus an té sguireas, sguireadh sé: óir is tigh ceannairceach iad.

CAIB. 4.

Thusa mar an ccéadna a mhic an duine, glac chugad sclata, agus leag romhad í, agus tarraing uirre an cathair Ierusalem.

2. Agus cuir forlongport na haghaidh, agus cuir balla suas na haghaidh: suidhigh fós an campa as a coinne, agus cuir reithedha ga buáladh timchioll fa ccuáirt.

3. Tuilleamh oile, gabh chugad oigheann iarainn, agus suidhigh é mar bhalla iarainn eadrad agus an chathair, agus cuir haghaidh leath ris, agus ionnsaigheochtar é, agus cuirfidh tú armáil na haghaidh: biáidh so mar chomhartha do thigh Israel.

4. Luidh fós ar do thaobh clé, agus leig éigceart tighe Israel air: do réir uimhire na láetheadh luidhfios tú air, iomchoraidh tú a néigceart.

5. Oir do leag misi ortsa bliadhna a néigceairt do réir uimhre na láetheadh, trí chéad agus

nócad

Uibhir. 14. 34. nóċad lá; * marsin iomċórus tú éigceart tiġe Israel.

6. Agus an tan ċoimlíonfus tú iad, luiḃ a ris ar do ṫaobh deas, agus iomċóra tú éigceart tiġe Iúdah ceaṫraċad lá; dórduiġ misi duit gach áon lá ar son bliadna.

7. Uimesin cuirfidh tú haġaidh leat ré campa Ierusalem, agus biáiḋ do lám noċtuiġ, agus tairrġirfiḋ tú na haġaiḋ.

8. Agus féuch, cuirfe misi cuibreach ort, agus ni iompoċa tú ṫú féin ón ttaóib go ċéile, nó go ccríoċnuiġiḋ tú láeṫe do ċampa.

9. Glac ċugad fós cruiṫneacht, agus éorna, ⁊ fónar, agus lentilis, agus millet, ⁊ pisḟináin, agus cuir a náontsoiṫeach iad, agus déan arán duit díob, do réir uibre na láeṫeadh luiġfios tú ar do ṫáob, trí céad agus nóċad lá iosas tú díobsin.

10. Agus buḋ comṫrom fiċċiḋ Secel do biaḋ iosas tú san ló: ó am go ham iosas tú é.

11. Ioba tú mar an ccéadna uisge le miosúr, an seiseaḋ cuid do hin, ó am go ham iobas tú é.

12. Agus iosaiḋ tú é amhuil bairġeana éorna, agus bruiṫfiḋ tú é leis a naóileach ṫig amaċ as duine, ann a raḋarc.

13. Agus a dubhairt an Tiġearna, is marso fós iosfuid clann Israel a narán salach a measc na ngeinteaḋ, mar a ndibeora misi iad.]

14. Annsin a dubhairt misi, ah a Thiġearna, féuċ, níor truáilleaḋ manam: óir ó maóis óig súas gus a nois níor iṫ mé do ni éugus úaḋa féin, nó reubṫa na bloduiḃ, ni mó ṫáinic feóil adḟuaṫmar am béul.

15. Annsin a dubhairt seision riom, féuċ, ṫug mé duit otrach bó ar son otraiġ duine, agus ullmeoċa tú harán leis.

16. Tuilleaṁ oile, a dubhairt sé riom, a ṁic an duine, féuċ, brisfiḋ mé * maide
Lebit. 26. a narain ann Ierusalem, agus iosfuid
Cab. 5. siad arán lé tomas agus lé cúram,
& 13. 13. agus iobruid uisge lé miosúr agus lé huaṫbás.

17. Chor go raib uireasbuiġ aráin agus uisge orra, agus go mbéid úaṫbásach ann a ċéile, agus go ccnaóiġid ar son a néigceirt.

---

## Caib. 5.

AGus tusa a ṁic an duine, glac ċugad scian ġéur, glac ċugad scian bearrtha bearbóir, ⁊ tabhair uirre siubal ar do ċeann, agus ar tféasóig: annsin glac meaḋa an tomais, agus roinn an ġruag.

2. Loiscfiḋ tú lé teine an treas cuid a lár na caiṫreaċ, an tan ċoimlíontar láeṫe an ċampa; agus glacfa tú an treas cuid, agus buail iona ṫimċioll lé scin; agus sreaṫnoċa tú trian leis an gaóiṫ, agus tairreonga misi cloiḋeaṁ amach na ndiaiġsin.

3. Glacfa tú mar an ccéadna beagán díob a nuiḃir, agus ceangola tú iad ann do sciortuiġib.

4. Annsin glac díob sin a ris, agus teilg a lár na teineaḋ iad, agus loisg iad annsa teine: óir is as sin ṫiucfas teine amach go tiġ Israel uile.

5. Is marso a deir an Tiġearna Dia, si so Ierusalem, do ṡuiġiḋ mé i a meaḋón na ccineaḋach, agus na ttíorṫann atá na timċioll fa ccuáirt.

6. Agus dáṫruiġ si mo breiṫeamnus a nurċóid ni sa mó náid na cineaḋaċa, agus mo reaċta ni sa mó náid na tíorṫa atá na timċioll: óir do diultadar mo breiṫeamnuis agus mo reaċta, níor ṡiubluiġeadar ionnta.

7. Uimesin is marso a deir an Tiġearna Dia, do briġ gur ṁéaduiġeabhairsi ni as mó náid na cineaḋaċa atá bun

ttimċioll, agus nar imtiġeadar ann mo
reaċtaibh, agus nar ċumhdaigheadar mo
bhreitheamhnas, naċ mó do righneadar do
réir breitheamhnus na ccineadhach atá
bhur ttimċioll fa ccuáirt:
8. Uime sin is marso a deir an
Tighearna Dia, féuch, misi, misi féin
ad aghaidh, agus do bhéara mé breaṫ ann do
lár a radharc na ccineadhach.
9. Agus do dhéna mé ionnad an ni
naċ dhearna mé, agus naċ dhéna mé a
leitéid ni sa mó, do bhrigh huile ghráin-
eamhlaċtasa.
* Lebhit. 26. 22. Deut. 18. 53. 2 Riogh. 6. 29. Triabh 4. 10. Bar. 2, 3.
10. Ar a nadhbharsin * iosfaid na
haithre na mic ann do lár, agus ios-
faid na mic na haithre; agus bhéara mé
breaṫa ionnad, agus sgréidfidh mé iom-
lán ṫfuighill ann sna huile ghaoṫaibh.
11. Uime sin fa mar mhairim, a deir
an Tighearna Dia, go deimhin do bhrigh
gur salaigh tú mó sanctóir led uile
neiṫibh adhfuaṫmhara, agus led uile
ghráineamhlaċtaibh, ar a nadhbharsin laigh-
deoċa misi tú mar an ccéadna, agus
* Caib. 7. 4. 14.
ni * ċoigeola mo súil, agus ni biáidh
truáighe ar biṫ agam.
12. Eugfaidh trian diot leis an
bhpláigh, agus le gorta mursfuighear iad
ann do lár; agus tuitfidh trian leis
an ccloidheamh ad ṫimċioll fa ccuáirt;
agus sgaoilfe mé trian ann sna huile
ghaoṫaibh, agus tairreonga mé cloidheamh
amach na ndiáigh.
13. Is marso coimhlionfuighear mfearg,
agus do bhéara mé ar mo ċuthach fu-
reach orra, agus biáidh sólás agam:
agus biáidh a fios aca gur misi an
Tighearna do labhair é ann mo éud, an
tan coimhlionfas mé mo dhibhfearg ionnta
san.
14. Tuilleamh oile do dhéna mé ad
ḟásach tú, agus ad mhasla a measc
na ccineadhaċ atá ad thimchioll fa
ccuáirt, a radharc gaċ a ngabann
ṫort.
† Deut. 28. 73.
15. Mar sin biáidh sé na * sca-
nnail agus na mhagadh, na ṫeagasc
agus na uaṫbhás do na cineadhaċaibh
atá ad ṫimċioll fa ccuáirt, a nuair
do dhéanad breitheamhnus ionnad a bhfeirg
agus a ccuṫaċ, agus a niomaiṫh-
bhiorraibh fíoċmhara: misi an Tighearna
a dubhairt é.
16. A nuáir ċuirfeas mé orra
droċsoighde na gorta, noċ biás na
sgrios, noċ ċuirfios mé dá bhur mil-
leadh: agus méideoċa mé an ghorta
orraibh, agus brisfe mé bhur * maide
aráin.
† Lebhit. 26. 26. Caib. 4. 16. & 14. 13.
17. Mar sin cuirfe mé * gorta
orraibh, agus droiċbheaṫaigh, agus do
dhéanaid uireasbhach tú; agus raċfaidh
pláigh, agus fuil ṫríod, agus do
bhéara misi an cloidheamh ort; misi an
Tighearna do labhair é.
* Lebhit. 26. 22.

## CAIB. 6.

AGus ṫáinic briaṫar an Ti-
ghearna ċugamsa, ag rádh,
2. A mhic an duine, cuir-
ghidh haghaidh leaṫ ré * sléib-
ṫibh Israel agus targair na na-
ghaidh.
† Caib. 36. 1.
3. Agus abair, sibhsi a sléibhte Is-
rael, éistigh briaṫar an Tighearna
Dia, is marso a deir an Tighearna
Dia ris na sléibhtibh, agus ris na
cnocaibh, ris na sroṫaibh, agus ris
na gleanntaibh, féuch do bhéara misi, mi-
si féin cloidheamh orraibh, agus millfidh
mé bhur náite árda.
4. Agus béid bhur naltóra áonra-
nach, agus béid bhur niomháighthe bris-
te, agus teilgfidh mé síos bhur marbh
as coimhe bhur niodhal.
5. Agus leagfaidh mé cuirp marbha
ċloinne Israel a bhfiadhnuise a niodhal;
agus diosgóilfe mé bhur ccnáimha ó
ċéile timċioll bhur naltórach.
6. Ann bhur nuile áitibh comhnuighe do
dhéantar na caithreaċa na bhfásach, a-
gus béid na háite árda uáigneach,
ionnus go mbéid bhur naltóraċa na
bhfásach, agus uáigneach, agus go
mbrisfighear bhur niodhail agus go scuir-
fid, agus go ngearrfuighear síos bhur
niomháighthe,

niogháimhte, agus go ccuirfighear an ccúl bhur noibreacha.

7. Agus tuitfid na mairbh ann bhur lár, agus biáidh a fhios agaibh gur misi an Tighearna.

8. Thairis sin fuigfidh mé fuighioll, chor go mbiáidh cuid agaibh rachus ón ccloidheamh a measg na ccinidheach, an tan dioscaoilfighear sibh a measg na ttiorthann.

9. Agus cuimhneochuid an méid rachus as dibh misi a measc na ccinidheach, mar a mbearthar a láimh iad, do bhrígh gur brisedh mé le na ccroidhe striopamhuil noch do dhealuigh riomsa, agus lé na súilibh noch théid do striopachus a ndiaigh a niodhal: agus gráinfid iad féin do bhrígh na nolc do rinnedar iona nuile ghráineamhlachaibh.

10. Agus aitheonuid gur misi an Tighearna, agus nach go diomaóin a dubhairt mé, go ndéanuinn an tolcso dóibh.

11. Is marso a deir an Tighearna a Ndia, * buáil lé do láimh, agus
† Caib. 21. 17. preabh led choiss, agus abair: mo thruáighe ar son uile dhroichghráineamhlachta thighe Israel: óir tuitfid ris an ccloidheamh, leis an ngorta, agus leis an bplaigh.

12. An té atá a nimchéin éugfaidh sé don phláigh, agus an té atá a bhfogus tuitfidh sé leis an ccloidheamh, agus an té mhairfios agus ionnsuighfeochthar, éugfa sé leis an ngorta: marso choimhlíonfus mé mo dhibhfeirg orrtha.

13. Ansin aitheontaói gur misi an Tighearna an tan bhéid a ndaoine marbha a measc a niodhal timchioll fa ccuáirt a naltórach, ar gach aon chnoc árd a mullaighibh na sliabh uile, agus faói gach crann glas, agus faói gach darraigh dhuilleabhair, agus a náit ar offráladar boladh cumhra dá niodhalaibh uile.

14. Mar sin sínfios misi mo lámh amach orrtha, agus do dhéana mé an fearann na fhásach, asegh, ni is uáignidhe ná fásach Dhiblat, iona náitreabhthachaibh uile, agus aitheonuid siad gur misi an Tighearna.

## CAIB. 7.

TUilleamh oile, tháinic briathar an Tighearna chugamsa, ag rádh,

2. A mhic an duine fós, is marso a deir an Tighearna Dia ré tír Israel, tháinic deireadh, deireadh ar cheithre coirrnéulaibh na tíre.

3. Anois tháinic an críochnughadh orrtsa, agus cuirfidh misi mfeirg ort, agus do bhéarad breath ort do réir do shlighthech, agus cuirfid mé luáigheacht do ghráineamhlachta uile ort.

4. Agus ni choigeola mo shúil thú, ni mó bhias truáighe agum: acht cuitteocha mé do shlighthe riot, agus béid do ghráineamhlasa ann do lár, agus biáidh a fhios agaibh gur misi an Tighearna.

5. Is mar so a deir an Tighearna Dia, olc, féuch, tháinic aonolc amháin.

6. Tháinic an chríoch, tháinic an chríoch, atá sé dot fhaire, féuch, tháinic sé.

7. Tháinic an mhaidin ort, tusa áitreabhus ansa tír: tháinic an tam, atá lá na buáidheartha a ngar, agus ni hé fuáim na sliabh a rís.

8. Anois go goirid dóirtfe mé mo dhibhfeirg orrtsa, agus choimhlíonfa mé mfeirg ort: agus do dhéana mé breitheamhnus ort do réir do shlighthech, agus cuitteocha mé riot ar son haodhfuathmhaireacht uile.

9. Agus ni choigeoluidh mo shúile, ni mó bhias truáighe agum: cuitteocha mé riot do réir do shlighthech agus do ghráineamhlachta atá ann do lár, agus aitheontaói gur misi an Tighearna, noch bhuáilios [sibh].

10. Féuch, an lá, féuch tháinic sé, do chuáidh an mhaidin amach, tháinic bláth ar an tslait, do ghin an túabhar.

11. Déirigh an foiréigion súas go slait a nuilc: ni mhairfidh áon diobh, nó dá niomadamhlacht, nó dá ccomhdháil,

dháil, ni mo bhias cumha ar a
son.
12. Tháinic an tam, atáid na láe-
the ag teacht a bfogus, ná gáirdi-
gheadh an ceannaighe, ná caóigheadh an ra-
caidhe: óir atá fearg air a iomadamhlacht
uile.
13. Oir ni fillfidh an racaidhe an ní
ni ractar, giodh go mbeidis fós beo:
óir is a ttaobh a niomlánaidh uile nach
bfillfidh atá a nfís: ni mó neartó-
chus duine ar bit é féin a néigceart
a bheatha.
14. Do séideadar an stoc, eadhon
do dheanamh a nuile ni réidh, acht ni théid
duine ar bith chum an chatha: óir
atá mfeargsa air a niomlán uile.
15. Atá an cloidheamh amuigh, a-
gus an pláigh agus an ghorta a
stigh: agus éugfaidh an té bhias ann-
sa machaire leis an ccloidheamh, agus
meilfidh gorta agus pláigh an té a-
tá san ccathraigh.
16. Acht an méid rachus as díobh,
rachaid as, agus béid ar na sléib-
tibh amhuil colum na ngleann, iad uile
ag caoi, gach aon ar son a pheac-
aidh.
17. Biáid * a nuile lámh lag, agus
a nuile glún anbfann amhuil uisge.
18. Crioslochaid * iad féin lé saic-
édach, agus foileochaidh úathbhás iad,
agus biáid náire air na huile aighthib,
agus maóile air a ccinnaibh.
19. Teilgfid siad a nairgiod ann-
sna sráidibh, agus átrochar a nór:
ni fhédfaidh * a nairgiod nó a nór a sáo-
radh a ló feirge an Tighearna: ni
sáiseochaid siad a nanmanna, ni lion-
faid a mionatar: do bhrígh gur bé ceap
tuislig a néigceirt é.
20. Ar son bhreághachta a choimhgthe,
do shuidhigh sé a neithe adhuathmhara ion-
ta: uime sin do chuir misi é a bhfad
úatha.
21. Agus do bhéara mé é a lámhaibh
na ccoimhigtheach mar chreich, do chion-
tachaibh na talman mar sháil, agus
saileochaid siad é.
22. Fillfe mé fós m'aghaidh úatha,

* Isa. 13. 7. Jer. 6. 24. † Isa. 15. 2, 3. Jer. 48. 37.

* Seanraite. 11. 4. Soph. 1 18. Ecclus. 5. 8.

agus saileochaid siad máit a sheiséir-
each; óir racfaid na sladaidhthe
ann a steach, agus saileochaid é.
23. Déana slabhradh: óir atá an
tír lán do choirtibh fuilteacha, atá an
cathair lán dfoiréigion.
24. Uime sin do bhéara misi dioghá
na ngeinteadh, agus sealbhochaid siad a
ttighthe: do bhéara mé fós air poimp na
neartmhar scur, agus truaillfighear
a náite naomhtha.
25. Tiucfaidh an taidhmilleadh, agus
iarrfaid siad síothcháin, agus ni bia
sí ar fághail.
26. Tiucfaidh urchóid ar urchóid,
agus biáidh iomráidh air iomráidh: annsin
iarrfaid siad fios air an bfáidh, acht
mughochaid an dligheadh ón tsagart, a-
gus comhairle ó na sinnsioraibh.
27. Caóifidh an Rígh, agus biáidh
an prionnsa ar na chumhdach lé háon-
ránacht, agus buáidheortar lámha
dhaóine na tíre: do dhéana mé riu do
réir a slighe, agus do réir a ttuill-
imhe do dhéana mé breitheamhnas orra, a-
gus aitheonaid gur misi an Tighear-
na.

## CAIB. 8.

Agus tárla annsa seiseadh bliadain, annsa seiseadh mí, an cúigeadh lá don mí, mar do shuidh mé ann mo thigh, agus do shuidheadar sinnsir Iúdah as mo choinne, gur thuit lámh an Tighearna Dia annsin orum.
2. Annsin dearcas mé, agus féuch cosamhlacht amhuil taisbénadh teineadh: eadhon ó thaisbénadh a leasraigh síos, teine; agus ó na leasrach suas, amhuil taisbénadh dealraighthe mar dhath ómra.
3. Agus do * chuir sé cuma láimhe amach, Dan. 5. 5.

amach, agus do ġlac misi an ḃlaói dom ġruáig, agus do ṫóig an spiorad suas mé idir talam agus neaṁ, agus tug leis mé a bfisibh Dé go Ierusalem, go dorus an geata as faide a steach, noċ féuċus leth ris an ttuáisceart, mar a raibh áit iomáiġe a néuda, noċ brostuiġios ċum éuda.

4. Agus féuch, do bhí glóir Dé Israel ann sin, do réir na físe do * connairc mé ann sa réitech.

5. Ann sin a dubhairt sé riom, a mhic an duine, tóig suas do ṡúile anois leth ris an ttuáisceart: mar sin do thóig mé suas mo ṡúile leth re slíġe an tuáisceirt, agus féuch, don leth tuáiġ a ngeata na haltóra, a niomáiġse a néuda ann sa dul a steach.

6. A dubhairt sé riom tuilleadh oile, a mhic an duine, an bfaicionn tú cred do nid siad, eadhon na gráineamhlasa móra do nid tiġ Israel ann sa náitsi go ndeachainn a bfad óm ṡanctóra? acht fill fós arís, agus do chífidh tú gráineamhlasa is mó.

7. Agus tug sé go dorus na cúirte mé, agus an tan do chonnairc mé, féuch, poll ann sa balla.

8. Ann sin a dubhairt sé riom, a mhic an duine, tochail anois ann sa balla: agus a nuáir do thochail mé ann sa balla, féuch, dorus.

9. Agus a dubhairt sé riom, imthiġ a steach, agus féuch na droch gráineamhlasa do nid siad ann so.

10. Mar sin do chuáidh mé a steach agus dféuch mé, agus do chonnairc mé cuma gach uile neithe snáidios, agus beathach naḋfuatṁar, agus uile iodhail tiġe Israel, ar na ttarraing ar an mballa timcheall fa ccuáirt.

11. Agus do ṡeasadar as a ccoinne seachtmoġad fear do ṡinnsioraibh tiġe Israel, agus iona lár do ṡeas Iaasaniah mac Sapan, gach aon duine maille re túisteóir ann a láimh, agus do chuáidh néull tiuġ túise suas.

12. Ann sin a dubhairt sé riom, a mhic an duine, an bfaca tú cred do nid sinnsir tiġe Israel ann sa dorchadus, gach uile duine a seómra a iomáiġeadh féin? óir a deirid siad, ni * faicionn an Tiġearna sinn, do thréig an Tiġearna an talamh.

13. A dubhairt sé riom mar an ccédna, fill thort fós arís, agus do chífidh tú gráineamhlachta is mó ná iadso do nid siad.

14. Ann sin tug sé mé go dorus geata tiġe an Tiġearna, noch do bhí leth ris an ttuáisceart, agus féuch do ṡuiġeadar mná ann sin ag gul ar son Tammuis.

15. Ann sin a dubhairt sé riom, a mhic an duine, an bfaca tú so, iompóiġ thort fós arís, agus do chífidh tú gráineamhlasa is mó ná iadso.

16. Agus tug sé a steach mé don chúirt is faide a steach do tiġ an Tiġearna, agus féuch do bhádar timcheall cúiġ ar fichid ag dorus teampuill an Tiġearna, idir an bpoirsi agus a naltóir, gun a ndromanna leth re teampall an Tiġearna, agus a naiġthe don taobh soir, agus dadhradar an ġrian leth ris a noirthear.

17. Ann sin a dubhairt sé riom, an bfaca tú so, a mhic an duine? an ní ettrom ag tiġ Iudah, na gráineamhlachta do dhénamh, noch do nid ann so? óir do líonadar an tír dfoiréigin, agus dfilleadar dom bhrostughadh sa chum feirge; agus féuch, do chuireadar an chráobh chum a srróna.

18. Uime sin do dhéna misi mar an ccédna ann mfeirg: ni choigeola * mo ṡúil, ni mó bias truaiġe agum: agus bíodh go * néighfid am chluásaibh le guth árd, thar sin ni chluinfidh mé iad.

CAIB.

## Caib. 9.


eigh sē fós añ mo ċluasaib
lē guṫ árd, ag ráḋ, ta-
bhair ar uaṫaránuib na cai-
ṫreċ teaċt a ngar, gaċ ui-
le duine gon a arm leadarṫa iona láiṁ.
2. Agus féuċ, ṫangadar seisior
fear ó ṡliġe an ġeata is áirde, noċ a-
tá leat ris an ttuáisceart, agus arm
léirsgrios ag gaċ aon iona láiṁ: agus
do bi aonduine iona measg ar na éduġaḋ a
linéadaċ maille re haḋarc duib sgríbhnéo-
ra ar a ṫáob, agus do ċúadar a steaċ,
agus do ṡeasadar ré taóib na haltó-
ra práis.
3. Agus do ċuáiḋ glóir Dē Isra-
el súas ón Cherub ar a raib sē go tair-
seċ an tiġe, agus do ġoir sē ar an ti
bi a linéadach lin, agá raib adharc duib
sgribhneora ar a ṫáob;
4. Agus a dubhairt an Tiġearna ris,
imṫiġ tré lár na caiṫreċ, tré lár Ie-
rusalem, agus cuir * comarṫa ar
éadanuib na ndaóine uchḃadas, agus
éiġios ar son na nuile ġráineamlaċta
dá ndéantar iona lár. .
5. Agus a dubhairt sē léosan añ
méisteaċtsa, imṫiġiḋsi na diáiġ trid
an ccaṫruiġ, agus buáiliḋ: ná coigli-
dis bur suile, agus ná bioḋ truáiġe
oruib.
6. Marbuiḋ trid amaċ sean agus
óg, idir ċailiniġ agus leanba óga, a-
gus mnáib: aċt ná tigidh a bfogus
dáonduine ar a mbia an comarṫa, agus
tosuiġiḋ ag mo ṡhanctóirse: añsin
do ṫosguiġeadar ris na daóinib seana
do bi as coiñe an tiġe.
7. Agus a dubhairt sē riu, salui-
ġiḋ an tiġ, agus lionuiḋ na cuirte leis
na marbuib, éirġiḋsi amaċ: agus do
ċúadar amaċ, agus do ṁarbadar añ-
sa ċaṫruiġ.
8. Agus tárla an feaḋ do ḃádar
dá marbaḋ, agus do fágbaḋ misi, gur
ṫuit mē ar maġaiḋ, agus gur éig mē,
agus go ndubhairt mē, ah, a Thiġearna
Dia, an muirfiḋ tú ar fágbaḋ Disra-
el a ndórtaḋ amach do ḋibfeirge ar
Ierusalem?
9. Añsin a dubhairt sē riom, is an-
ṁór éigceart ṫiġe Israel agus Iúdah,
atá an talaṁ lán dfuil, agus an ca-
ṫair lán durċóid: óir a deirid siad, do
ṫréig * an Tiġearna an talaṁ, agus † Caib. 8. 12.
ni faicioñ an Tiġearna.
10. Agus ar mo shonsa fós, ni
ċoigéola * mo ṡhuil, ni mó biás tru- † Caib. 5. 11.
áiġe agam, aċt cuirteoċa mē a sliġe & 7. 4.
ar a cceannuib. & 8. 18.
11. Agus féuch, an fear do bi a
linéadach, agá raib a nadharc duib
air a ṫáob, dinnis sē an chuis, ag ráḋh,
do riñe mē amhuil do aithin tú
diom.

## Caib. 10.


N sin damharc mē, agus féuċ, † Caib. 22.
añsa * spéir do bi ós cioñ
ċeann na Cherubine, do tais-
beanaḋ ós a ccioñ mar do
biaṫ cloch Shaphir amhail tais-
beanaḋ cosamhlasa caṫaóire rio-
gha.
2. Agus do labhair sē ris an bfear ar
a raib an linéadach, agus a du-
bhairt sē, imṫigh a steach idir na
roṫaib, eadhon faói an Cherub, agus
lion do láṁ lē gúal teineaḋ idir na
Cherubiniġ, agus craóbsgaóil iad ós
an ccaṫruiġ: agus dimṫiġ sē añ mo
radharc.
3 Anois do ṡheasadar na Che-
rubiniġ ar ṫaob deas an tighe, an tan
do ċuáiḋ an duine a steach, agus do
lion an néull an chuirt dob faide a
steċ.
4. An sin do chuáidh glóir an
Tiġearna

Tiġearna suas ón Cherub, agus do
seas ós cionn tairsiḋe an tiġe, agus do
bi an tiġ lionta do néull, agus do bi
an ċúirt lionta do ḋeallraḋ glóire an
Tiġearna.

Caib. 1. 24. 5. Agus do ċlos * fuáim sciatán
na Cherubinigeḋ amuiġ a ccúirt dob faide
mach, mar guṫ Dé uilecumhaċdaiġ an
tan labhras sé.

6. Agus tárla an tan do ḟúagair sé
do nóglac agá raibh an línéadach ume,
ag ráḋ, glac teine ó idir na roṫaib
idir na Cherubinige; ann sin do ċuaiḋ
sé a steaċ, agus do seas sé láimh ris na
roṫaib.

7. Agus do sín áon Cherub a lámh
amach ó idir na Cherubinige gus an
tteine do bi idir na Cherubinib, agus
do glac sé, agus do ċuir sé a lámhaib
an tí ag a raibh an línéadach: noċ do glac
é, agus do ċuaiḋ amaċ.

8. Agus do coṁcas annsna Cherubi-
nib cuma láime duine faói na sciatánaib.

9. Agus an tan do ḋearcas misi, féuc
na ceiṫre roitleáin ag na Cherubinib,
aon roitleán ag an Cherub, agus roit-
leán oile ag Cherub oile, agus do bi
taisbeanaḋ na roitleán amhail dath cloiċe
Caib. 1. 16. * beirill.

10. Agus ar son a ttaisbeantaḋ,
do bi aon ċosamhlaċ aca na cceaṫrar, a-
mhail do biaḋ roitleán a lár roitleáin.

11. An tan do gluáisiodar, dimṫi-
ġeadar ar a cceiṫre táobhaib; níor iom-
póiġeadar ag imṫeaċt, aċt cum na háite
ar ar féuc an ceann, do leanadarsan
é, níor iompoiġeadar mar dimṫiġeadar.

12. Agus do bi a ccorp go hiom-
lán, agus a ndromanna, agus a láma,
agus a sciatáin, agus na roitleáin
lán do súilib timċioll fa ccuairt, e-
adhon na roitleán, do bi aca na cceaṫrar.

13. Ar son na roitleán, do fúa-
graḋ dóib ann mé ag éisteaċt, a roṫa.

14 Agus do bádar ceiṫre haiġ-
ṫe ag gach aon, do buḋ aġaiḋ Cherub,
an ċéad aġaiḋ, agus do buḋ aġaiḋ duine
an dara haiġeaḋ, agus an treas na a-
ġaiḋ leoṁain, agus an ceaṫramaḋ na
aġaiḋ iolair.

15. Agus do tógbaḋ suas na Che-
rubinige; sé so an beaṫaċ do ċonnarc
misi ag sruṫ Chebar.

16. Agus an tan do gluáisio-
dar na Cherubinig, dimṫiġeadar na
roitleáin láimh riu: agus an tan do
tógbadar na Cherubinig a sciatáin
suas, d'éirġe suas ón ttalamh, níor iom-
poiġeadar na roitleáin céadna sin ó beiṫ
na bfocair.

17. An tan do seasadar, do sesa-
dar so; agus a nuáir do tógbaḋ su-
as iad, do tógbadar so iad féin suas
mar an ccéadna; óir do bi spioraḋ an
beaṫaiġ ionnta.

18. Ann sin dimṫiġ glóir an Tiġear-
na ó ṫairsigh an tiġe, agus do seas ós
cionn na Cherubinige.

19. Agus do tógbadar na Che-
rubinig suas a sciatáin, agus do
ċuadar suas ann mo radharcsa; an tan
do ċuadar amaċ, do bádar na roit-
leáin láimh riu mar an ccéadna, agus
do seas gach áon ag dorus an gheata
shoir do thigh an Tighearna, a-
gus do bi glóir Dé Israel ós a ccionn
suas.

20. Asé so an beaṫaċ do ċonnairc
misi faói Dhia Israel láimh re sruth
Chebar, agus do bi a fios agam gur
biaḋ sin na Cherubinigh.

21. Do bádar ceiṫre haiġṫe ag
gach áon fa leiṫ, agus ceiṫre scia-
táin ag gach aon, agus do bi cosamhlaċt
láime duine faói na sciatánaib.

22. Agus do bé cosamhlaċt a naiġ-
ṫe na haiġṫe céadna do ċonnarc misi ag
sruṫ Chebar, a ttaisbeanta agus
iad féin: do ċuaiḋ gach aon aca ar a a-
ġaiḋ go díreaċ.

## CAIB. XI.

T Uilleadh oile, do tóg an spi-
oraid mise suas, agus tug
sé mé go ndorus an ngeata
soir do tigh an Tigherna
noch féuchus soir: agus féuch
ag dorus an ngeata cúig fir ar fichid
fear, a measc a bfaca mé Iaasaniah
mac Asur, agus Pelatiah mac Bena-
iah, prionnsadha an pobail.
2. Ann sin a dubhairt sé riom, a mhic
an duine, a siad so na daoine cumas a
rurcóid, agus do beir droc comhairle
don cathrach so.
* 2 Pet. 3. 4. 3. Noch a deir, ni bhfuil sé * a
ngar, déanam tighthe: is í an cathair so an
coire, agus as sinne a nfeóil.
4. Ar a nadhbharsin tairrngir na na-
gaidh, tairrngir, a mhic an duine:
5. Agus do thuit spiorad an Ti-
gherna orumsa, agus a dubhairt riom, la-
bhair, is marso a deir an Tigherna, is
marso a dubhrabhair si, a tigh Israel:
óir is aithnidh damhsa na neithe tig ann
bhur menmain, gach aon diobh.
6. Do mhéaduigheabhair bhur marbh ansa ca-
thrachso, agus do líonabhair a sráide lé
marbhaibh.
7. Uime sin is marso a deir an Ti-
gherna Dia, bhur marbh noch do leagabhair
iona lár is iadsin a nfeóil, agus is í an
cathair so an coire: acht do bhéara mise
tusa amach as a lár.
8. Do bhí eagla an chloidhimh oraibh, a-
gus do bhéara mise cloidheamh oraibh, a deir
an Tigherna Dia.
9. Agus do bhéarad amach as a lár
sibh, agus seachadfaidh mé a láimh coimhthi-
gheach sibh, agus do bhéara mé breatha ann
bhur measg.
10. Tuitfidhe leis an cclóidheamh, do
bhéara mé breitheamhnus oraibh a mbruach
Israel, agus biaidh a fios agaibh gur
mise an Tigherna.
11. Ni budh í an cathair so bhur noi-
gheanna, ni mó bhus sibhse a nfeóil iona
lár: acht do bhéara mise breitheamhnus oraibh
a mbruach Israel.
12. Agus biaidh a fios agaibh gur
mise an Tigherna: óir níor siubhlu-
gheabhair ann mo reachtaibh, ni mó do rinneabhair
mo bhreitheamhnus, acht do rinneabhair do réir
bhéus na ngeinteadh atá fa ccuairt bhur
ttimcheall.
13. Agus tárla, an tan do thair-
ngir mise, gur éug Pelatiah mac Be-
naiah: ann sin do thuit mé sios ar ma-
gaidh, agus do éigh mé lé guth árd a-
gus a dubhairt, ah a Thigherna Dia,
an ccríochnuighidh tú deireadh iomlán le fu-
ighioll Israel?
14. A ris táinic focal an Tigherna
chugam, ag rádh,
15. A mhic an duine, a siad do
dheaghbhráithre, do dearbhráithre, fir do
chinidh, agus do tigh Israel uile go hi-
omlán, ré a ndubhairt áitreabhthaigh Ierus-
alem, imthighidh a bfad ón Tigherna:
is dúinne tugadh an dúthaigh so a seilbh.
16. Uime sin abair, is marso a deir an
Tigherna Dia, mátá gur teilg mé a bfad
uaim iad a measc na ngeinteadh, agus
bíodh gur scaoil mé iad a measc na ccí-
neadhach, gidheadh biaidh mé dóibh am shanc-
tóir beag ansa tír iona racaid.
17. Uime sin abair, is marso a deir
an Tigherna Dia, cruinneocha mé sibh
fós ó na pobluibh, agus cruinneochaidh mé
a ccionn a chéile sibh ansna tíortaibh ie-
nar scaipeadh sibh, agus do bhéara mé
fearann Israel dibh.
18. Agus tiucfaid siad ann sin, a-
gus áthrochaid a huile neithe ad-
fuathmhara, agus a gráineamhlachta uile
aiste.
19. Agus do bhéara mé * aon chroidhe † Jer. 32. Caib. 36.26.
amháin dóibh, agus cuirfidh mé spiorad
núadh ionnta a stigh; agus bearfa mé
an chroidhe clochach as a bfeóil, agus
do bhéara mé croidhe feola dóibh:
20. Chor go siubholaid siad ann mo
reachtaibh, agus go ccoimhédfaid mo ór-
duighthe, 7 go ndéanaid iad, 7 béid na bpo-
bal agamsa, 7 budh mise a Ndiasan.
21. Acht a ttaobh na druinge a siu-
bhlaighionn a ccroidhe do réir chroidhe
a

a neiṫe na ḃfuáṫmar, agus a ngráinṁ-
eulaċt; coiṁeóda misi a sliġe ⁊ a
ccionn féin, a deir an Tiġearna
Dia.
22. Ansin do ṫógbadar na Che-
rubims suas a sciaṫáin, agus na
roiṫleáin ré na ttáob, agus do bí
glóir Dé Israel ós a ccionn suas.
23. Agus do ċuáid glóir an Ti-
ġearna suas ó lár na caiṫreċh, a-
gus do ṡeas si ar a tsliab, noċ a-
tá ⁊ an ttaóib soir don ċaṫraiġ.
24. Na diáiġsin, do ṫóig an spi-
oraid misi suás, agus rug mé a bfis
maille re spioraid Dé go Caldea
go luċt na daóirsine: marsin do
ċuaid a nfis do ċonnairc mé súas
uaim.
25. Ansin do labair mé re muintir
na daóirsine, na huile neiṫe dar
taisbéin an Tiġearna dam.

## CAIB. 12.

THáinic briaṫar an Tiġear-
na mar an ccéadna ċugam-
sa, ag rádh,
2. A ṁic an duine, áit-
reabaiġ tú a lár tighe
easumhlaiġ, agá ḃfuilid súile dfaic-
sin, agus naċ bfaicion, atáid clua-
sa aca déisdeċht, agus ni ċluinid
siad: óir is tiġ esumal iad.
3. Uime sin, a ṁic an duine, gléus
soiṫiġe ċum áitriġṫe, agus áitriġ
ansa ló iona radharcsan, agus áit-
reoċa tú ód áit féin go háit oile
iona radharc: do bféidir go measfai-
dis, bioḋ go bfuilid na ttiġ esu-
mal.
4 Ansin do ḃéara tú amach do
soiṫiġ ó ló iona radharc, amhail soi-
ṫiġe ċum áitriġṫe, agus raċa tú
amaċ um nóin iona radharc, amhail an
drong noċ ṫéid amaċ a mbraiġdio-
nas.

Jer. 32 Caib. 36.2

5. Toċail tusa tríd an mballa
iona radharc, agus beir amach ar-
sin.
6. Ann a radharcsan béaraiḋ tú leat
é ⁊ do ġuáillib, agus iomċóra tú
amaċ é ansa tráṫnóna; foileoċa tú
haġaiḋ, ċor naċ bfaicfe tú an ta-
lam, óir do ċuir misi mar ċomarṫa
do ṫiġ Israel tú.
7. Agus do rinne misi mar do
haiṫniġeaḋ dhom; tug mé amach mo
soiṫiġe san ló amhail soiṫiġe áit-
riġṫe, agus tráṫnóna do toċail
mé tríd an mballa lem láim; tug mé
amach é ansa dorċadus, agus diom-
ċras ar mo ġualainn é iona radharc-
san.
8. Agus ar maidin ṫáinic briaṫar
an Tiġearna ċugam, ag rádh,
9. A ṁic an duine, naċ dubairt tiġ
Israel, an tiġ esumal riosa, cred do
ni tú?
10. Abair, is misi bur ccomarṫa:
amhail mar do rinne misi, is marsin do
déantar riusan, áitreoċaid siad san,
agus raċfaid a mbraiġdionas.
12. Agus an prionnsa atá iona
measc, iomċorraiġ sé ⁊ a ġualainn an-
sa dorċadus, agus raċfaid sé amaċ;
toiċeolaid siad tríd an mballa do
breiṫ tríd amaċ: foileoċa sé a a-
ġaiḋ, ċor naċ bfaicfe sé an talam
lé na súilib.
13. Leaṫnoċadsa fós mo * lion ⁊ *Caib.17.20.
agus glaċtar an mo dul é; agus do
béaraid don Bhabilóin é, go crich na
Ccaldéanach: ġidh sin ni faicfiḋ sé
é, bioḋ go bfuiġe sé bás ansin.
14. Agus scaóilfe mé leaṫ re
gaċ aon gaoiṫ a nuile duine dá bfuil
na ṫimċioll do ċongnam leis, agus
a slúagh uile, agus tairngeoċa mé an
cloideam amach na ndiáiġ.
15. Agus aiṫeonaid siad gur
mé an Tiġearna an tan sgaipfios
mé iad a measc na ngeinteaḋ, agus
sgaóilfios mé iad idir na tior-
thaibh.
16. Acht fágfaiḋ mé beagán do
daóinibh aca ón ccloideam, ón ngorta,

agus ón bpláiġ, ċor go bfoillseoċ-
ṫaid a nuile ġráinemlaċt a measc na
ccinedaċ mar a ttiucfaid siad, agus
aiṫeonaid gur misi an Tiġerna.
17. Tuilleḋ oile, ṫáinic briaṫar
an Tiġerna ċugamsa, ag ráḋ,
18. A ṁic an duine, iṫh harán lē
criṫ, agus iḃ huisge lē criṫaib, a-
gus lē cúram.
19. Agus abair ré pobal na tíre,
is marso a deir an Tiġerna Dia a
ttaoḃ áitreḃtach Ierusalem agus
tíre Israel, iosaid a narán lē cú-
ram, agus ioḃraid a nuisce ré húat-
ḃás, ċor go mbia an dúṫaiġ na fá-
sach ó gaċ a bfuil inte, do briġh
foireigin na ndaoine áitreḃus inte.
20. Agus fásfaiġer folaṁ na caiṫ-
reċa atá áitreḃṫa, agus biáiḋ an
ferann fásaiġṫe, agus biáiḋ a fios
agaiḃ gur misi an Tiġerna.
21. Agus ṫáinic briaṫar an Ti-
ġerna ċugamsa, ag ráḋ,
22. A ṁic an duine, creud an sen-
focalsin atá agaiḃ a ttír Israel,
ag ráḋ, do fadaiġeḋ na láeṫe, agus
failliġidh a nuile fís?
23. Innis dóiḃ ar a nadḃarsin, is
marso a deir an Tiġerna Dia, do bé-
ra misi ar an sennráḋ so scur, agus
ní biáiḋ aca ní sa ṁó mar senfocal a
Nisrael: acht abair riu, atáid na
láeṫe do laṫair, agus briaṫar gach
uile físe.
24. Oir ní biáiḋ fís ar bioṫ dio-
ṁaóin ní sa ṁó, nó tairngire sple-
dach a stiġ a ttiġ Israel.
25. Oir is misi an Tiġerna: lai-
ḃeora mē, agus tiucfaiḋ an focal
laiḃeorus mē a ccriċ: ní biáiḋ cáir-
de ní sa ṁó air; óir ann bur láeṫibsi,
a ṫiġ easumal, a déara misi an focal,
agus coiṁlionfa mē ē, a deir an Ti-
ġerna Dia.
26. Ar sin ṫáinic briaṫar an Ti-
ġerna ċugam, ag ráḋ,
27. A ṁic an duine, feuċ, a deirid
muintir tiġe Israel, atá a nfis do
ċíḋ sé ré teċt * mórán láeṫeḋh
* 2 Pead. 3.4. uainn fós, agus tairngirid sé ar na
haimsiraiḃ atá a bfad uainn.
28. Uimesin abair riu, is marso a
deir an Tiġerna Dia; ní cuirfiġer
cáirde ar aonċuid dom briaṫraiḃsi ní
sa ṁó, acht do déntar an focal do
labair mē, a deir an Tiġerna Dia.

## CAIB. 13.

AGus ṫáinic briaṫar an Ti-
ġerna ċugamsa, ag ráḋ,
2. A ṁic an duine, tair-
ngir a naġaiḋ fáiḋ Israel,
noch tairngirios, agus a-
bairsi ris a ndroing tairngirios as a
ccroiḋṫiḃ féin, éistiġsi briaṫar an
Tiġerna.
3. Is marso a deir an Tiġerna
Dia: a ṁairg do na fáiġibh leṁa, le-
nus a sprioraid féin, agus nać bfa-
caid aoinni.
4. O a Israel, is cosṁuil ṫfáiġe
ré sionnċaib annsna díoṫraiḃ.
5. Ní deċabair suas annsna bearnaiḃ,
ní mó do riṅġeabair suas an fál do ṫiġ
Israel, do sesam annsa ċaṫ a ló an
Tiġerna.
6. Do ċonncadar diomaóines, a-
gus tairngire bréġach, ag ráḋ; a
deir an Tiġerna, agus ní hē an Ti-
ġerna do ċuir uaḋa iad: agus tu-
gadar ar ḋaóinib oile dóċusuġaḋ go
ndaingneoċaidís an focal.
7. Nach bfacabair fís diomaóin, a-
gus nać ar labrabair tairngire bréġać
an tionad a nabartaói, a duḃairt an
Tiġerna ē, bioḋ nar labair mē?
8. Uimesin is marso a deir an
Tiġerna Dia, do briġ gur labrabair
diomaóines, agus go bfacabair bréga,
ar a nadḃarsin, feuchaiḋ, atáimsi
bur naġaiḋ, a deir an Tiġerna Dia.
9. Agus biáiḋ mo láṁ ar na fáiġiḃ
do ċí diomaóines, agus ċumas bré-
ga: ní béid siad a noireċtas mo po-
bail, ní mó scriobṫar iad a sgribinn
tiġe

tighe Israel, ni mó rachaid siad a
steach a ndúthaigh Israel, agus ait-
eonthaói gur misi an Tighearna Dia.
10. Do brigh, agus do brigh gur
thallgeadar mo dhaoine ar an tslighe,
ag rádh, * siothcháin, agus nach raibh
Jer. 6. 14. siothcháin ar bith: agus do chuir duine
balla suas, agus féuch do dhóibeala-
dar daoine oile é le moirtéul gan
tsúathadh.
11. Abair ris an muintir dhóibe-
las é le moirtéul gan tsúathadh, go
tuitfidh sé: biáidh uile chéta, agus
tuitfid sibhse, a chlocha móra cloich-
shneachta, agus brisfidh gáoth stoir-
memhuil é.
12. Féuch, an tan thuitfios an bal-
la, nach aibeorthar ribhsi, cáit a bhfuil
an dóib ler dhóibeladar é?
13. Uimesin is marso a deir an
Tighearna Dia, réubfa mé é fós le
gáoith stoirmemhuil am mo dhibfeirg:
agus biáidh uile chéta am mfeirg, a-
gus clocha móra cloichshneachta am mo
chorruigh dá aidhmilledh.
14. Marsin brisfios mé sios an
balla do dhóibeladar le moirtéul gan
tsúathadh, agus do bhéara mé sios go
talamh é, ionnus go léigfidhear ris a
bhunáite, agus tuitfidh sé, agus
muirfidhear sibhsi iona lár: agus ait-
eonthaói gur misi an Tighearna.
15. Marso coimhlionfas mé mfeirg
ar an mballa, agus ar an lucht do
dhóbáil é le moirtéul gan tsúathadh,
agus a déarad ribh; ni biáidh an bal-
la ann ni so mó, nó an drong do dhú-
báil é.
16. Tangaidhe fáidhe Israel a ttaobh
Ierusalem, agus do chidh aislinge
siothchána di, agus gan siothcháin ar
bioth ann, a deir an Tighearna Dia.
17. Mar an ccéadna, tusa a mhic
an duine, cuir haghaidh a naghaidh inghio-
na do phobail, noch thairngirios as a
ccroidhe féin, agus tairngirsi na na-
ghaidhsion,
18. Agus abair, is marso a deir
an Tighearna Dia, a mairg do na
[mnáibh] fuáighidhios pileur ar na
huile uilleannuibh, agus do ni ciarsuidh
ar cheann gach aóin státure dfiadhach
anman: an mbeithi ag fiadhach anman
mo phobailsi, agus an ccuimdeochthaói
béo anmana na druinge thig chugaibh?
19. Agus an ttruáilleochthaói mi-
si a measc mo phobail féin ar dhornán-
uibh eorna, agus ar chothchaibh aráin, do
mharbhadh na nanman nach éugfadh, a-
gus do chumdach na nanman mbéo nach
mairfeadh, le bur ndéanamh bréig rem
mhuintirsi noch chluinios bur mbréga.
20. Uimesin, is marso a deir an
Tighearna Dia, féuch atáimsi a naghaidh
bur bpileur leis a ndéantaói fiadhach
ansin ar na hanmannuibh dá ccur a
tteithemh, agus brisfe mé ó bur nas-
calluibh iad, agus léigfe mé na ha-
nmana dimtheacht, eadhon na hanmana ar a
mbeithise ag fiadhach dá ccur a tteithemh.
21. Brisfe mé bur cciarsuidhe
mar an ccéadna, agus sáorfa mé mo
dhaóine as bur láimsi, agus ni béid
ni sa mó ann bur láimh dá bfiadhach; a-
gus aitheonthaói gur misi an Tighearna.
22. Do brigh go ndéarnabhar croidhe
na bfiréun dubhach le bréagaibh, nach
dearna misi dubhach; agus gur neartui-
gheabhar láma an chiontuigh, go nach bfill-
feadh sé ó na dhrochshlighe, le gheallamhuin
a anma dó:
23. Uimesin ni faicfidhe diomhaói-
neas ni sa mó, agus ni dhéantaói fáistine;
oir tárthocha misi mo phobal as bur láimh,
agus aitheonthaói gur misi an Tighearna.

## CAIB. 14

Nois tangadar dream do shin-
searuibh Israel chugam, agus
do shuigheadar ar mo choimhe r
2. Agus táinig briathar
an Tighearna chugam, ag rádh,
3. A mhic an duine, do chuireadar an
mhuintirso a niodhal suas iona ccroidhe,
agus

agus do ċuirseadar ceap tuisligh a
neigceart ar coṁair a naiġṫe: a niarr-
fuiġṫear misi leó aontor?
4. Uime sin, labhair riu, agus abair
riu, is marso a deir an Tiġearna
Dia, gach uile duine do tiġ Israel
ċuirios suas iodhala iona ċroidhe, a-
gus ċuirios ceap tuisliġ a éigceirt
ar coṁair a aiġṫe, agus tig chum a
nfáiġ, freagora misi an Tiġearna é do
réir iomadamhlas a iodhal,
5. Chor go ngaba mé tiġ Israel
iona ccroidhe féin, do briġ go bfui-
lid uile coimhightheach uaim do briġ a
niodhal.
6. Uime sin abair ré tiġ Israel, is
marso a deir an Tiġearna Dia, déan-
uiġ aithriġe, agus iompóiġid sib féin
ó bhur niodhaluibh, agus fillid bhur naiġ-
ṫe ó bhur nuile ghráinemlachtaibh.
7. Oir gach uile duine do tiġ Is-
rael, nó don choimhthigheach bhios ar cuáirt
an Israel, noch dhealuigheas é féin ó beiṫ
am dhiáighsi, agus ċuirios a iodhala
suas iona ċroidhe, agus ċuirios an
ceap tuisliġ a éigceirt ar coṁair a aiġ-
ṫe, agus tiucfas a ccionn fáiġe do
ċeastnughadh rís dom taobhsa; misi an
Tighearna freagórad é maille riom
féin.
8. Agus suigheocha mé maghaidh a
naghaidh an duine sin, agus do dhéana
mé * comhartha agus seanfhocal de, a-
† Deut 28. 37. Caib. 5. 15. gus gearrfa mé amach as lár mo
dhaoine é: agus aitheontaói gur misi
an Tiġearna.
9. Agus má bionn an fáiġ meallta an
tan laibheóras sé an ni, is misi an Ti-
ġearna * do mheall an fáiġ sin, agus
* 1 Riogh. 22, 23. sínfe mé mo lámh amach air, agus scrios-
fa mé é as lár mo phobail Israel.
10. Agus iomchóruid siad pionós a
néigceirt: budh ionann pionós a nfáiġ,
agus pionós an ti iarrus air:
11. Ionnus nach racaid tiġ Israel
ni sa mó ar seachrán uáimsi, nac mo beid
siad ni as mó ar na truailliughadh le na
sáruighthibh uile: acht go bfuighid
beiṫ na bpobal agamsa, ⁊ go mbia mi-
si am Dhia aca sin, a deir an Tiġearna
Dia.

12. Tháinic briathar an Tiġearna
cugamsa a rís, ag rádh,
13. A mhic an duine, an tan pheaca-
chas an dúthaigh am aghaidhsi le ciontu-
ghadh go hanmhór, ann sin sínfid mé mo
lámh amach air, agus brisfid mé * maide * Lebhit. 26. 26. Caib. 4. 16.
a narán, agus cuirfid mé gorta air, a-
gus gearrfa mé amach an duine agus
an beathach uadha:
14. * Da mbeiṫ go mbeidis an triur † Ier. 15. 1.
fear so ann, Noah, Daniel, agus Iób, ni
sáorfaidis as a nanmanna féin le na
bfíreantacht, a deir an Tiġearna Dia.
15. Má beirim air beathaiġhibh urchóideacha
dul thríd an dúthaiġ, agus go millfid
siad í, ionnus go mbia sí na díothram,
ionnus nach féidir le haóineach dul
thríthe do briġ na mbeathach:
16. Dá mbeith go mbeidis an triur
fear so inte, fa mar mhairim, a deir an
Tiġearna Dia, ni sáorfadh siad mic nó
ingheana; sáorfuighear iad féin amháin,
acht biáidh an fearann na fásach.
17. Nó má beirim cloidheamh air an
ndúthaighsin, agus a rádh, a chloidhimh
imthigh thríd an ttír, ionnus go ngearr-
fa mé an duine agus an beathach uadha:
18. Da mbeiṫ go mbeidis an triur
fear so inte, fa mar mhairim, a deir an
Tiġearna Dia, ni sáorfadh siad mic nó
ingheana, acht sáorfuighear iad féin a-
máin.
19. Nó má cuirim pláiġ annsa bfear-
ann sin, agus go ndoirtfid mé mfearg
a bfuil amach air, do ghearradh duine a-
gus beathaighe uadha:
20. Bíodh go mbeiṫ Noah, Daniel,
agus Iób ann sin, fa mar mhairim, a deir
an Tiġearna Dia, ni sáorfadh siad mac
nó ingean: ni sáorfadh siad acht a nan-
manna féin le na bfíreantacht.
21. Oir is marso a deir an Ti-
ġearna Dia, cá méd ni sa mó ná sin
an tan ċuirfios mé mo ceithre breiṫ-
eamhnus nimhneacha air Ierusalem; an
cloidheamh, an ghorta, an beathach
urchóideach, agus an phláigh, do
ghearradh duine agus beathaigh uadha
amach.
22. Thairis sin, féuch, fágfuighear fu-
ġioll

ġoill ann ſin, noch do ḃértar amach,
mic agus ingena: agus féuċ, tiuc-
faid ſiad amach ċugaibh, agus do ċífide
a ſliġe, agus a ngníoma: agus do
ġebṫaói comfurtaċt a ttaoḃ a nuile
ċugmiſi ar Ierusalem, gidhon a ttaoḃ
a nuile ni dá ttug mé uirre.
23. Agus comfurtaċtfuid ſiḃſi
an tan do ċífide a ſliġte, agus a
ngníoma, agus aiṫeontaói naċ gan
adhḃar do rinne mé a nuile ni dá ndéar-
nas ann, a deir an Tiġearna Dia.

# CAIB. 15.

Agus táinic briaṫar an Ti-
ġearna chugamsa, ag rádh,
2. A ṁic an duine, creud é
an crann finemhna tar chrann
ar biṫ oile, bengán dá ḃfuil a measc
crann na foraóiſi?
3. An mbeantar adhmad de ſin do
ḋénaṁ oibre ar biṫ, nó an mbeanfuid
daoine tairnge de do chroċadh ſoiṫiġ ar
biṫ air?
4. Féuch, teilgṫear anns a teine é
mar ċonadh: loisgidh an teine a dá
ċeann, agus loisgṫear a lár: an bḟog-
nann sé ċum oibre?
5. Féuċ, an tan do bí sé iomlán
níor ḟóġuin sé dobair ar biṫ: ca lúġa
ná ſin foġnas sé dobair ar biṫ a nuair
ṫnaóidios an teine é, agus bíos sé
loisge?
6. Uime ſin is marso a deir an Ti-
ġearna Dia; mar atá crann na finemhna
a measc ċrann na foraóiſe, noċ tug
miſi don teine mar ċonadh, mar ſin do
ḋéna mé áitreḃṫaċa Ierusalem.
7. Agus suiḋeoċa mé maġaidh na na-
ġaidh; raċaid ſiad amaċ ó teine,
agus ſloigfid teine oile iad: agus
aiṫeontaóiſe gur miſi an Tiġearna, a
nuair chuirfios mé maġaidh na na-
ġaidh.
8. Agus do ḋéna mé an dúṫaiḋ
áonfásach, do ḃriġ go ndéarnadar
sárugadh, a deir an Tiġearna Dia.

# CAIB. 16.

Tháinic focal an Tiġearna a
rís ċugamsa, ag rádh,
2. A ṁic an duine, taḃair
ar Ierusalem a gráinem-
laċta daiṫniuġadh.
3. Agus abair, is marso a deir
an Tiġearna Dia re Hierusalem; is do
ṫír Chanaan do ḃreiṫ, agus do ḋúṫ-
ċus, do budh Amoriteċ haṫair, agus
Hititeach do ṁaṫair.
4. Agus ar son do ḋúṫċuis anns a
ló a rugadh ṫú, níor gearradh himleacán,
ni mó do niġeadh ṫú a nuisge dot ṁíotu-
ġadh: níor ſailleadh ṫú ar aónċor, ni
mó do ceangladh ṫú ar aonċor.
5. Ni ḋéarna súil ar bioṫ truáiġe
ort, do ḋénaṁ aóinneiṫe diobhſo ort,
ag ḋénaṁ trócaire ort; aċt do teilgeadh
amaċ ṫú anns a machaire foſgailte, do
ġráin ar hanum anns a ló a rugadh ṫú.
6. Agus an tan do ġabh miſi láiṁ
riot, agus do ċonnairc mé ſalach ṫú ann
tḟuil féin, a duḃairt mé riot, ann tḟuil
féin mair: fós a duḃairt mé riot, ann tḟuil
féin mair.
7. Thug mé ort foirlionadh mar
ġinemhuin an maġa, agus do ṁéaduiġ
ṫú, agus dfás ṫú mór, agus táinic ṫú
ċum culaidheaċ oirḋearca: do cumadh do
ċiche, agus dfás do ġruag a náit
a raibh ṫú tárnoċt agus lom.
8. Anois an tan do ġab mé láiṁ
riot, agus do ṁairc mé, féuċ, do bé haim-
ſir aimſir ġrádha, agus do leaṫnuiġ mé
mo sciorta tort, agus dfoluiġ mé do
tárnoċtuiġ: fós tug mé mionna duit,
agus do ċuáidh mé accunnradh riot, a deir
an Tiġearna Dia, agus do budh liomsa
ṫú.

9. Ann ſin

9. Annsin do nigh mé thú le huisge; do nigh mé fós tfuil uait go hiomlán, agus dungaidh mé le hola tú.

10. Dhéidigh mé tú fós le hobair bhróidneireachta, agus do chuir mé bróga do chroicionn bruic ort, agus do chrioslaigh mé tú fá ccuáirt lé línéadach, agus dfoluigh mé tú lé síoda.

11. Do sgiamhuigh mé tú mar an ccéadna lé culaidhibh, agus do chuir mé bráisléid ar do lámhaibh, agus slabhradh fád bhrághaid.

12. Agus do chuir mé séud oirdheirc ar hédan, agus cluasfháinnéda ann do chluasaibh, agus coróin bhréagha ar do cheann.

13. Mar so do hóirnéadh tú lé hór agus lé hairgiod, agus do bí héadach do líon mhín agus do shíoda agus dobair bhróidreireachda: a dduáigh tú plúr mín, agus mil, agus ola: agus do bí tú ro sgiamhach, agus ráinic tú beith ad ríoghacht.

14. Agus do chuáidh do chlú amach a measg na ngeinteadh ar do sgéimh: óir do bí sé iomlán tré mo sgéimhsi, noch do chuir mé ort, a deir an Tighearna Dia.

15. Acht do dóthchuraigh tú ann do sgéimh féin, agus do rinne tú meirdreachus do bhrígh do mhórchlú, agus do dóirt tú amach do dhrúis ar gach aon dar ghabh réd thaoibh; do budh leis sin é.

16. Agus do ghlac tú dot culaidhibh, agus do chóirigh tú háite árda lé dathaibh éagsamhla, agus do rinne tú meirdreachus ar: ní tiucfa a leitéidsin do neithibh, ní mó bias sin mar sin.

17. Do ghlac tú fós do sheóide bhreágha dom órsa, agus dom airgiod, noch tug mé dhuit, agus do rinne tú dhuit iomháighe daoine, agus do rinne tú striopachus riu.

18. Agus do ghlac tú héadach bróidnéireachta, agus dfoluigh tú iad: agus do shuigh tú mo olasa, agus mo thúis ós a ccoinne.

19. Mo biadh mar an ccéadna tug mé dhuit, plúr mín agus ola, agus mil leir bheathaigh mé tú, do shuigh tusa ina bfiadhnuise é mar boladh cumhra: agus is mar so do bí, a deir an Tighearna Dia.

20. Thuilleadh fós, do ghlac tú do mhic, agus hingheana rug tú damhsa, agus dioḃair tú iadsa dóibh dá slugadh: an beag so dot striopachasaibh,

21. Gur mharbh tú mo chlann, agus gur sheachaidh tú iad do ghabháil thríd an tteine ar a son-san?

22. Agus níor chuimhnigh tú láethe hóige ann do uile ghráineamhlachtaibh, agus striopachasaibh, an tan do bí tú tárnocht agus lom, agus do bí tú ar do truailliughadh an fuil.

23. Agus tárla a ndiáigh huile olc (a mairg, a mairg dhuit, a deir an Tighearna Dia.)

24. Gur chuir tú fós suas dhuit féin áit oirdheirc, agus go ndéarna tú áit árd dhuit ann gach aon tsráid.

25. Do chuir tú suas háit árd ar gach aon cheann don tslighe, agus tug tú fa deara do sgiamh dfuathughadh, agus dfosgail tú do chosa do gach aon dar ghabh tort, agus do mhéaduigh tú do striopachus.

26. Do rinne tú fós drúis ris na Hégiptibh do chomharsana, atá mór a bfeóil, agus do mhéaduigh tú do striopachus dom bhrostughadhsa chum feirge.

27. Féuch uimesin do shín mé mo lámh amach ós do chionn, agus do laghduigh mé do bhiadh láethamhuil, agus tug mé tú ar toil na ndaoine dfuathaigh tu, ingheana na bPhilistinech, ar a bfuil náire fad shlighe uallaigh.

28. Do rinne tú mar an ccéadna striopachus ris na Hassirianachaibh do brígh go raibh tú dóriarta: do rinne tú fós meirdreachus riu, agus fós níor bféidir do sásadh.

29. Do mhéaduigh tú fós do dhrúis a ttír Chaanan gus an Ccaldea, agus ris so fós ní raibh tú sásta.

30. Cred laige do chroidhe, a deir an Tighearna Dia, ó ní tú na neitesi uile, obair mná striopuigh thigheannamhuil.

31. An tionad a ndéin tú háit oir-

deirc

ḃeirc a ccionn gach sliġeḋ, agus go
ndéarn tú háit árd ann gach con tsráid, a-
gus nach raiḃ tú amhuil meirdreach,
ionnus go ttarcuisniġiodh tú túarus-
dal;

32. Acht mar mnaoi do ní adhaltra-
nnas, noch ġlacus coimhtiġioh a náit a
fir féin.

33. Do beirid bronta do na huile
striopachaiḃ, acht do ḃeir tusa do
tiodhlaicte dot háos gráḋa uile, agus
fostuiġiḋ tú iad, chor go ttiucfaidís
chugad gach uile ṫaoḃ ar son do strio-
pachuis.

34. Agus atá contrardhas ionnad-
sa ó mnáiḃ oile ann do striopachus, an
tionad nach leanan aoinneach diot do ḋéanamh
striopachuis, agus an tionad a ttug
tú luáiġeacht uáit, agus nach ttugthar
luáiġeacht ar biṫ dhuit: uime sin atá tú
contrarda.

35. Uime sin a meirdreach, éist bri-
athar an Tiġearna.

36. Is mar so a deir an Tiġearna
Dia, do briġ gur dóirteaḋ do salchar
amach, agus gur foillsiġeaḋ do ṫárnoch-
taċt do briġ do striopachuis led háos
gráḋa, agus re huile iodhaluiḃ do
gráineamhlasa, agus le fuil do ċloinne
noch tug tú dóiḃsion;

37. Feuch uime sin, cruinneocha mi-
si huile háos gráḋa iona ḃfuáir tú só-
lás, agus gach ar ġráḋuiġ tú, ma-
lle ris an ndroing dá ttugais fuáth,
gidhon cruinneocha mé ad timchioll fa
ccuairt iad ad aġaidh, agus taisbeanfa
mé do ṫárnochtuġ dóiḃ, lé ḃfaicfid do
ṫárnochtuġe uile.

38. Agus do ḃéarn mé breiṫeamhnus
ort mar ḃeartar breaṫ ar mnáiḃ bris-
ios crann pósta, agus dóirtear fuil,
agus do ḃéara mé fuil dhuit a ḃfeirg a-
gus a néud.

39. Agus fós do ḃéara mé tusa
iona láimh, agus teilgfid siad sios
háit oirdheirc, agus brisfid siad si-
os háite árda: nochtfuid siad tú fós
as héadach, agus béaruid leó do seóid,
agus fáguid tárnochtuigh agus lom
tú.

40. Do ḃéaruid fós cuideachta súas
ad aghaidh, agus clochfuid tú lé clochaiḃ
agus saitfid tríod le na ccloidhimh-
thibh.

41. Agus * loisgfid siad do tiġe
le teine, agus béaruid siad breath ort
a radharc mórain ban: agus do ḃéara
misi ort sgur do ḋéanamh meirdreachuis,
agus ní tiubhra coibhche uáit ní is
mhó.

*2Riogh.25.9 Jer.52.13.

42. Mar sin do bhéarad mé ⁊ mo
dhíbḟeirg ad aġaidh ciúnughadh, agus im-
eochuiḋ méud uait, agus biáiḋ mé suaimh-
neach, agus ní bhiáiḋ fearg orum ní
as mó.

43. Do briġ nar chuimhniġ tusa laé-
the hóige, acht gur feargaiġ tú misi
annsna neithibhsi uile, feuch, ar a nadh-
barsin cuiteocha misi do sliġe ⁊ do
cheann, a deir an Tiġearna Dia: agus
ní ḋéana tú an tuallachus so, tar
huile ġráineamhlachtaibh.

44. Feuch, a nuile dhuine dá ngná-
thuiġionn seanráidhte a ḋéarruiġ sé an sean-
focalso ad aġaidhsi, ag rádh, mar
bhíos an máṫair, is mar sin bhíos a
ningean.

45. Is tusa ingean do ṁáṫar, noch
fúathuiġios a fear agus a clann, agus
is tú deirbhsiur do deirbsheathrach do
fúathuiġ a bfir agus a cclann: do buḋ
Hititeach bur maṫair, agus bur naṫair
na Amoriteach.

46. Agus isi Samária an deirbh-
siur as sine agad, í féin agus a
hingeana noch áitreabhus ar do láimh ċlé:
agus do deirbhsiur is óige noch áitre-
bhus ar do láimh deis, isi Sodom a-
gus a hingeana.

47. Gidheadh níor imṫiġ tusa do réir
a sliġṫeasan, ní mó do rinne tú do
réir a ngráineamhlasa: acht mar budh
ro ibheag sin, do truáillead tú
ní as mó na iadsan ann huile slig-
ṫibh.

48. Fa mar mhairim, a deir an Ti-
ġearna Dia, ní ḋearna Sodom do deirbh-
siur, í féin nó a hingeana, mar do rinne
tusa, tú féin agus hingeana.

49. Féuch, do bhí so éigceart do dheirbhsheathar Sodom, uabhar, lionmhaireacht aráin, agus iomad díomhaoinis, do bhí innte féin agus iona hingheanaibh, ní mó do neartuigh sí lámh an boicht nó an riachtanaigh.

50. Agus do bhádar árdaigeantach, agus do rinneadar gráineamhlachta am fiadhnuise: * uimesin rug mé liom iad mar do conncas dam.

* Gen. 19. 24.

51. Ní mó do rinne Samária leth do pheacaidhibh: acht dfoirlíon tusa do ghráineamhlasa ni sa mó ná iadsan, agus do rinne tú do dheirbhsheathraca ceart an huile ghráineamhlasaibh noch do rinne tú.

52. Thusa fós rug breith ar do dheirbhsheathracaibh, iomchuir do náire féin ar son do pheacaidh do rinne tú ní as adhfuathmhuighe ná iadsan: is ro ionnraca iad ná tusa: aseadh náirighthear tusa fós, agus iomchuir do náire, do bhrigh gur fíreunuigh tú do dheirbhsheathracha.

53. An tan do bhéurus mise an ais a ris a mbraighdionas, braighdionas Shodom agus a hingheann, agus braighdionas Shamária agus a hingheann, annsin do bhéura mé liom a ris braighdionas do bhragadsa iona lár.

54. Ionnus go niomchora tú do náire féin, agus go cclaoidhtear tú ann sa nuile ni dá ndearna tú, an tionnad a bhfuil tú ad cobhartach aca.

55. An tan fillfios do dheirbhsheathracha Sodom agus a hinghena cum a ccéd staide, agus fillfios Samária agus a hinghena cum a ccéd staide; annsin fillfidh tusa agus hingheana cum bhur ccéd staide féin.

56. Oir níor luáidheadh do dheirbhsiur Sodom ann do bhéul a ló a huabhair.

57. Sul do foillsigheadh holc, amhuil a nam masla inghen na Siria, agus a nuile duine dá bhfuil na ttimchioll sa ccuáirt, inghena na bhPhilistineach noch tarcuisnighios tusa timchioll sa ccuairt;

58. Díomchuir tú húallachus agus do ghráineamhlachta, a deir an Tighearna.

59. Oir is marso a deir an Tighearna Dia: do dhéna mé go deimhin riot mar do rinne tú, noch do tarcuisnigh an mionna a mbrisseadh an chunnarta.

60. Thair sin cuimhneocha mé mo chunnradh riotsa a laethibh hóige, agus daingneocha mé cunnradh sioruidhe riot.

61. Annsin cuimhneocha tú do shlighte, agus biáidh náire ort, an tan glacfus tú do dheirbhsheathraca cugad, do [dheirbhsiur] is sine agus is óige: agus do bhéara mé dhuit iad mar * inghenaibh, acht ni maille red chunnradsa.

† Gal. 4. 26.

62. Agus daingneoca mé mo chunnradh riot, agus biáidh a fhios agad gur misi an Tighearna.

63. Ionnus go ccuimhneocha tú, agus go mbia náire ort, agus nach bfoisceola tú do bhéul go bráth ní as mó do bhrigh do náire, an tan bhias mé siothchánta riot, ar son a nuile ni dá ndearna tú, a deir an Tighearna Dia.

## CAIB. 17.



Agus táinic briathar an Tighearna cugamsa, ag rádh,

2. A mhic an duine cuir a mach ceist, agus labhair cosamhlacht ré tigh Israel.

3. Agus abair, is marso a deir an Tighearna Dia, táinic iolar mór go sciathánaibh móra, faoisciathánach, lán do chlúmhach iona raibh datha éugsamhla go Lebanon, agus rug sé an mbeangán dob áirde don Cedar.

4. Do gearr sé de bárr a beangán óg, agus rug leis é go tír ceannaigheachta, do shuidhigh sé a ccathraigh ceannuighe é.

5. Do ghlac sé fós do shíol na tíre, agus

agus do chuir sé a macadh tóirtheach é; dáitigh sé é láimh ré huisgeadhaibh móra, agus do chuir sé é amhuil crann seilech.

6. Agus do fhás sé, agus táinic sé chum beith na fíneamhuin leathain dáirde ísil, ar filleadar a géaga leth ris féin agus a rabhadar a fréamha faói: mar sin do fhás sé na fíneamhuin, agus a thug sé géaga uadh, agus do chuir sé amach a mothcháin.

7. Agus do bhí fós iolar mór oile ann go sciatháinibh móra, agus mórán cluimhe, agus féuch do chláon an fhíneamhuinsi a fréumha leth ris, agus do chuir a géaga amach leath ris, chor go bhfliuchfadh sé í lé heitrighibh a plandaighthe.

8. Do plandaigheadh í a bhfearann maith láimh ré huisgeadhaibh móra, chor go ngeinfeadh amach beangáin, agus go ttiubhradh toradh, ionnus go mbeith sí na fíneamhuin maith.

9. Abairsi, is mar so a deir an Tighearna Dia, an mbéara sí biseach? nach ttairreonga sé a fréama súas, agus nach gearrfa sé amach a toradh, le ccríonfa sí? críonfaidh sí ann uile duille a gineamhna, gidheadh gan neart mór, nó mórán dáoine dá tarraing a níos as a fréamhaibh.

10. Agus féuch, ar na plandughadh an mbéara sí biseach? nach ccríonfa sí thríd amach an tan beanfas an gháoth noir ria? críonfaidh sí annsna heitrighib ann ar fás sí.

11. Tuilleadh oile, táinic briathar an Tighearna chugamsa, ag rádh,

12. Abair anois ris an ttigh easumhal, nach feas dibhsi créd is ciall do na neithibhsi? innis dóibh, féuch, táinic Righ na Babilóine go Hierusalem, agus do ghabh sé a Righ, agus a phrionnsadha, agus do threoraigh sé leis iad don Bhabilóin.

13. Agus do ghlac sé do shíol an Righ, 7 do rinne sé cunnradh ris, 7 do bheir sé mionnadh: do ghab sé fós cumachtaighe na tire:

14. Chor go mbiath an rioghacht uirisiol, ionnus nach ttóigfeadh sí í féin súas; acht go bhféadfadh sí seasamh maille ré comall a chunnarta.

15. Acht do chathaigh sé ionna aghaidhsion ag cur a theachtadh don Négipt, chor go ttugaidis eich, agus mórán daóine dó: an rachaidh go maith dó? an rachaidh an té do ni na neitheisi as? nó an mbrisfidh sé an cunradh, agus beith sáor?

16. Mar mhairim a deir an Tighearna Dia, go deimhin annsa náit a ccomhnaighion an Righ do rinne Righ de, ar tarcuisnigh sé a mhionna, 7 ar bhris sé a chunnradh, aigesion a lár na Babilóine éugfaidh sé.

17. Ní mó déanas Pharao ar a son le na shlúagh neartmhar, agus le na chuideachtain móir annsa chogadh le teilgion mótadh súas 7 lé deanamh daingnidh, do marbhadh mórain pearsan.

18. O tarcuisnigh sé na mionna, ag brisedh an chunnarta (a nuáir féuch tug sé a lámh úadha) agus do rinne sé na neithesi uile, ní rachaidh sé as?

19. Uime sin is mar so a deir an Tighearna Dia, mar mhairimsi go deimhin coimeoca mé ar a cheann féin mo mhionna do tarcuisnigh sé, 7 mo chunnradh do bhris sé.

20. Agus leathnocha mé mo lion air, agus géabhthar ann mo painteur é, agus béara mé don Bhabilóin é, agus taigéara mé ris annsin fá na shárughadh noch do shárraigh sé am aghaidh. ¹Caib. 32. 13. & 13. 2.

21. Agus tuitfid a theithmigh uile go na shlúagh leis an ccloidheamh, agus scanfuighear ó chéile leath re gach uile gháoith an méid mhairfios díob: agus aitheontaoi gur misi an Tighearna do labhair é.

22. Is mar so a deir an Tighearna Dia, glacfa mé fós don ghéig is áirde don Chédar árd, agus curfid mé é, agus gearrfa mé do bharr a beangán óg, géug maoth, 7 plainndeocha mé í a sliab árd oirdheirc:

23. Plainndeocha mé í a sliab áirde Israel, 7 ginfe sí géuga, agus do béara sí toradh, agus biaidh na Cédar breadha, agus áitreobhaidh na huile éunlaith gach sciatháin faói: áitreochaid siad ar scáth a géug.

24. Agus aitéonuid crainn an ma-
chaire uile gur misi an Tighearna do leag
síos an crann árd, dárduigh an crann ísi-
ol; do chríon an crann glas, agus tug
ar an ccrann ccríon blathughadh: misi an
Tighearna do labhair é, agus do rinne é.

---

## CAIB. 18.

AGus táinic briathar an Ti-
ghearna chugam a rís, ag rádh,
2. Créd is ciall dib ar
a ngnáthuighthi an seanráidh-
†Jer. 31.20. so a ttaobh tíre Israel, ag rádh, * a du-
adar na haithre caora searbha, agus do
cuireadh déistion ar fiaclaibh na cloinne?
3. Mar mhairimsi, a deir an Tighear-
na Dia, ni biaidh cúis agaibh an sean
focalso do ghnáthughadh a Nisrael.
4. Féuch, is liomsa a nuile anam,
mar anam a nathar marsin is liom anam
an mic; éugfuidh an tanam peacochus.
5. Acht má bhionn duine ceart, agus
go ndéunuidh sé an ni is dlistionach agus
is ceart,
6. Agus nach duáidh sé ar na sléib-
tibh, nach mó do thóg a shúile suas chum
*Lebh. 18.20. iodhal tighe Israel, nach mó do * salaidh
bean a chomarsan, nach mó táinic láimh re
†Lebh 18.19. & 20. 18. * mnaoi fola mios,
†Exod. 22.21 Lebh. 19.15. & 25. 14. 7. Agus nar * choimeignigh duine ar
bith, acht daisig don feichemhnach * a
†Deut. 24.12 Exod. 22.20. gheall, nar chreach aonduine lé foiréigi-
†Deut. 15. Isai. 58.7. on, tug arán do * nochtach, agus
Math. 25.35. dfoluigh an tárnocht lé héadach,
*Exod. 22.25. 8. An té nach ttug amach ar * úsairr-
Lebh. 25.36. eacht, nach mó do ghabh biseach ar bith,
37. Deut. 23. do tarruing a lámh ó éigceart, do rinne
19 Psal. 15.5 breitheamhnus ceart idir duine agus duine,
9. Do shiubhail ann mo reachtaibhse,
agus do choimhéad mo bhreitheamhnus do
dhéunamh go firinneach: atá sé ceart, mair-
fidh sé go deimhin, a deir an Tighearna
Dia.
10. Má ghineann sé mac bias na sla-
ruighe, na dóirteach fola, agus do ni
aoinni díobhso,
11. Agus dhéunas iad so uile, acht
go nduáidh sé ar na sléibtibh, agus
gur thruailligh sé bean a chomarsan,
12. Gur bhrúigh sé an bocht, agus
an riachtanach, gur shlad sé maille
re foiréigion, nar aisig sé a ngell,
agus gur thóg sé a shúile suas chum
na niodhal, go ndearna sé gráineamhlacht,
13. Go ttug sé amach ar úsairreacht,
agus gur ghlac sé biseach: mairfidh an
mairfidh sé? ni mairfidh: do rinne sé na *Cab.
gráinacharso uile, éugfaidh sé go dei-
mhin, biaidh a fhuil air féin.
14. Anois féuch, má ghineann sé
mac noch do chidh uile pheacaidhe
a athar, noch do rinne sé, agus
mheasfas, agus nach déan a leithéid-
sin,
15. Nach duáidh biadh ar na sléib-
tibh, nach mó do thóg a shúile suas chum
iodhal tighe Israel, nar thruaill bean
a chomarsan,
16. Nach mó do shárruigh duine ar
bith, nar choinnaimh an gell, nach mó do
chreach le foiréigion, acht tug arán don *Cab. 3
nochtach, agus dfoluigh an tárnocht lé
héadach,
17. Noch do thóg a lámh do na boch-
taibh, nar ghlac úsairreacht nó biseach,
do rinne mo bhreitheamhnusa, do shiubhail
ann mo reachtaibh; ni éugfa sé ar son
éigceart a athar, go deimhin mairfidh
sé.
18. Ar son a athar, do brígh gur
sharruigh sé go hathtrócaireach, gur
chreach sé a dhearbhráthair lé foirneart,
agus go ndearnuidh sé an ni nar mhaith
a measc a dhaoine, éugfaidh seision iona
éigceart.
19. Gidheadh abraidhse, * ciodhsin? †Deut. 2
nach iomchrann an mac éigceart a athar? Reg. 14
a nuair do ni an mac an ni is dlisdio- 2Cron.
nach agus is ceart, choimhéduigheas Jer. 31.
mo reachta sa uile, 7 go ndéin sé iad,
mairfidh sé gan amharus.
20. Eugfaidh an tanam peacuigheas,
ni iomchóra an mac éigceart a na-
thar, ni mó iomchórus an tathair
éig

éigceart an mhic; biaidh fíréantacht a nfiréin air féin, agus olc an chiontaigh air féin.

21. Acht má fhillionn an ciontach ó na peacaidhibh uile do rinne sé, agus go ccoimhéda sé mo reachtasa uile, agus go ndéna an ni is dlisdionach agus is ceart, mairfidh sé gan amharus, ni bhfuigh sé bás.

22. Ni laibheórthar ris air a uile shárughadhaibh dá ndearna sé: ann a fhíreantacht do rinne sé, mairfidh sé.

*Caib. 33.11. 23. * An bhfuil sólás air bith dam-sa an ciontach dfaghail báis, a deir an Tighearna Dia? agus nach go bhfillfeadh sé ó na shlightibh, agus go mairfeadh sé?

24. Acht an tan fhillios an firéun ó na fhíreantacht, agus do ni éigceart do réir na nuile ghráineamhlacht, noch do ni an droch dhuine, an mairfidh sé sin? ni luáidhfighear a uile fhíreantacht dá ndearna sé; iona shárughadh air sháruigh sé, agus iona pheacadh air pheacaidh sé, do gheaba sé bás ionta sin.

*Caib. 33.20. 25. Thairis sin a deartaoise, * ni comthrom slighe an Tighearna: éisd a nois, a tigh Israel; nach bhfuil mo shlighe-si comthrom? nach bhfuilid bhur slighthe-se miocomthrom?

26. An uair iompóighios an firéun ó na fhíreantacht, agus do ni éigceart, agus do gheib bás ionta: air son a éigceart do rinne sé, éugfaidh sé.

27. A ris an tan iompoighios an droch dhuine ó na chiontaibh do rinne sé, agus do ni an ni is dlisteanach agus is ceart, sáorfaidh sé a anam béo.

28. Do bhrigh go mearann sé, agus go bhfilleann ó na uile pheacaidhibh dá ndearna sé, gan amharus mairfidh sé, ni bhfuigh sé bás.

29. Thairis sin a deir tigh Israel, ni comthrom slighe an Tighearna: a tigh Israel, nach comthrom mo shlighthese? nach bhfuilid bhur slighthese miocomhthrom?

30. Air a nadhbharsin do bhéara misi breath oruibh, a tigh Israel, gach uile dhuine do réir a shlightech, a deir an Tighearna Dia; * deanaidh aithrighe, agus filliodh sibh féin ó bhur cciontaibh uile; marsin nach biaidh éigceart na sgrios aguibh. † Math. 3.2.

31. Teilgidh sgéadh uáibh bhur nuile choirthe, lear chiontuigheabhair, agus déanaidh dibh féin * croidhe núadh, agus spiorad núadh: óir cred as a néugfaidhe, a tigh Israel? † Ier. 32.39. Caib. 11.19. & 36. 26.

32. *Oir ni bhfuil sólás air bith dam-sa a mbás an ti éugus, a deir an Tighearna Dia: air a nadhbharsin iompoighidh sibh féin, agus mairidh. † Caib. 33. 11. 2 Pead. 9.

## CAIB. 19.

TUilleadh oile, tóig suas golgháir air son phrionnsadh Israel,

2. Agus abair, cred is máthair dhuit? leoman baineann: do luidh si sios a measc na leoman, do oil si a coileáin a measc leoman óg.

3. Agus tug si suas aon dá coileanuibh; dfás sé na leoman óg, agus dfoghluim sé breith air an ccreich, do shluig sé daoine.

4. Do chualadar na geinte fós dá thaobh, do gabhadh ann a bpoll é, agus rugadar lé slabhradhuibh go tir na * Hégipte é. † 2 Riogh. 23. 34. Ier. 22. 11.

5. Anois an tan do chonnairc si gur feith si, agus go ndeachaidh a dóigh a mugha uirre, ann sin do ghlac si aon oile dá coileanuibh, agus do rinne si leoman óg de.

6. Agus dimthigh sé suas agus sios a measc na leoman, do rinneadh leoman óg de, agus dfoghluim sé breith air an ccreich, agus do shluig sé daoine.

7. Agus do bhi fios a bpálás aonránach aige, agus do rinne sé a ccaithreacha bán, agus do bhi a ndúthaigh uáig-

uáigneach, agus a lionmhuire sin lé fuáim a núallgola.

8. Ann sin do suigheadar na cinneadhacha iona aghaidh ann gach uile taoibh ó na proibhinsibh, agus do leathnuigheadar a líon air: do gabhadh iona bpoll é.

9. Agus do chuireadar a bpriosún é a slabhradhaibh, agus rugadar go Righ na Babilóine é, rugadar a ndaingnibh é, ionnus nach ccluinfidhe a guth ní sa mó ar sléibhtibh Israel.

10. Is cosmhuil do mhathair lé fínemhuin ann tfuilsi, planduighthe láimh re huisceadhaibh, do bhí sí toirtheach, agus lán do bheangánuibh do bhrígh iomad uisgeadh.

11. Agus do bhádar slata láidire aice mar slataibh riaghla don druing agá mbí úachtaránacht, agus do hárduigheadh a hárrachtas a measc na ccraobh ttiugh, agus do taisbéin sí iona háirde maille ré hiomadamlacht a beangán.

12. Acht do táirngiodh as a fréimh í a ndibhfeirg: do teilgeadh síos go talamh í, agus do * tiormaigh an gáoth a noir a toradh: do briseadh, agus do crionadh a slata láidire, do dóith an teine iad. † Ose. 13. 5.

13. Agus a nois do planduigheadh ansa bhfásach í a bhfearann tirim tartmhar.

14. Agus do chuáidh teine amach as slait da beangánuibh, noch do loisg a toradh, ionnus nach bhfuil slat láidir ar bith aice do bhiath na slait riaghla: is cumhadh so, agus biáidh sé mar chumhadh.

---

## Caib. 20.



Agus tárla ansa seachtmhadh bliadhain ansa cúigeadh mí, an deachmhadh lá don mhí go ttáinic drong áirithe do sinnsearaibh Israel do chuardughadh ris an TTighearna, agus do suigheadar dom láthair.

2. Annsin táinic briathar an Tighearna chugamsa, ag rádh,

3. A mhic an duine, labhair ré sinnsearaibh Israel, agus abair riu, is marso a deir an Tighearna Dia, an ttangabhairsi dfiafruighe sgéul diomsa? mar mhairim, a deir an Tighearna Dia, ní ceisteocthar misi maille ribh.

4. An ttaiobhra* tusa air a son, a mhic an duine? an mbeara tú breitheamhnus orra? tabhair orra gráineamhlacht a naithreadh daithniughadh: * Caib. 22. 2. & 23. 36.

5. Agus abair riu, is marso a deir an Tighearna Dia, ansa ló ar thogh misi Israel, agus ar thóig mé mo lámh súas chum sleachta tighe Iacob, agus * a ndearna mé mé féin aithenta dóibh a ccrich na Hégipte, a nuáir do thóig mé mo lámh súas chuca, ag rádh, is misi an Tighearna bhur nDia, † Exod. 3. 8. & 4. 31.

6. Ansa ló ar thóig mé súas mo lámh chuca dá ttabhairt as crich na Hégipte go dúthaigh do bhrath mé dóibh, ag sileadh do bhainne agus do mhil, noch asé glóir na nuile fearann:

7. Annsin a dubhairt mé riu, teilgidh uáibh gach áon agaibh adhfúathmhaighechta a súl, agus ná truáillighidh sibh féin le hiodhaltaibh na Hégipte: is misi an Tighearna bhur nDia.

8. Acht do cathuigheadarsan am aghaidh, agus níor éisdiodar riom: níor teilg gach áon aca úadh gráineamhlachta a súl, ní mó do thréigiodar iodhail na Hégipte; annsin a dubhairt misi, dóirtfe mé a núas mo dhibhfeirg orra, do choimhlionadh mfeirge na naghaidhsion a meadhon chríche na Hégipte.

9. Acht doibhrigh misi ar son manma féin, ionnus nach ttruáilleochtaoi a lathair na ngeinteadh é, a measc a rabhadar, a radharc a ndearnas mé féin aithenta dóibh, ghá ttabhairt amach as crich na Hégipte.

10. Uimesin * tug mé orra dul amach as crich na Hégipte, agus tug mé don ndfásach iad. * Exod. 13. 18.

11. Agus

11. Agus tug mé morḟeċta dóib,
agus do taisbéin mé mo ḃreiṫeamhnuis
† Lebh. 18. 5. dóib, * noċ má ní duine, mairfiḋ sé ion-
Romh. 10. 5. ta.
Gal. 3. 12.
* Exod 20 8. 12. Tuilleaḋ oile fós, tug mé mo *
& 31.13,&c. ṡaóire dóib do beiṫ mar ċomarṫa
& 35. 2. eadorum féin agus iad, go naiṫeonai-
Deut. 5.12. dís gur misi an Tigearna náomhus
iad.

13. Acht do ċaṫuiġ tiġ Israel
am aġaidsi ann sa ḃfásach; níor ṡiub-
luiġeadar ann mo reaċtaiḃ, agus do
ṫarcuisniġeadar mo ḃreiṫeamhnusa, noċ
dá ndéanaiḋ duine mairfiḋ sé ionta;
† Exod. 16. agus do * ṫruáilliġeadar mo ṡábóide
27. go mór: ann sin a dubairt mé, go
ndóirtfinn amaċ mo ḋioġaltas orra
ann sa * ḃfásach dá sgrios.

† Uibhr. 14. 14. Acht doiḃriġ mé ar son man-
29. & 26.65. ma féin; ċor naċ ttruáillfiḋe é a
láṫair na ngeinteaḋ, a raḃarc a ttug
mé amach iad.

15. Acht fós do ṫóiġ mé suas
mo lám dóib ann sa ḃfásach, go naċ
ttugainn iad don tír tug mé dóib
ag sileaḋ do ḃainne agus do ṁil,
noċ is é glóir na nuile ferann.

16. Do ḃriġ gur ḋimbeaġadar mo
ḃreiṫeamhnuis, agus nár ṡiubluiġeadar
ann mo reaċtaiḃ, aċt gur ṫruáilleg-
adar mo ṡaóire: óir do ċuáiḋ a
ccroiḋe a ndiaiġ a níoḋal.

17. Tar éis sin do ċoigil mo ṡúil
iad ó na sgrios, ní mó do rinne mé
críoċnuġadh dóib ann sa ḃfásach,

18. As a dubairt mé re na ccloinn ann
sa ḃfásach ná siubluiġidsi a reaċtaiḃ bur
naiṫreaḋ, ⁊ ná cumduiġiḋ a mbreiṫeamhnuis,
agus ná salċuiḋ sib féin le na níoḋ-
aluiḃ.

19. Is misi an Tigearna bur Ndia,
siubluiġiḋ ann mo reaċtaiḃ, agus
coimeuduiġ mo ḃreiṫeamhnuis, agus dén-
uiḋ iad.

20. Agus náomhuiḋ mo ṡábóidiġ;
agus béiḋ siad mar ċomarṫa eadorum
agus sib, ċor go mbia a fios agaib
gur misi an Tigearna bur Ndia.

21. Tar éis sin, do ċaṫuiġeadar an
ċlann am aġaidh, níor ṡiubluiġeadar ann
mo reaċtuiḃ, ní mó do ċoiméadadar mo
ḃreiṫeamhnuis dá ndénamh, noċ dá ndéan-
na duine mairfiḋ sé ionta; do ṫruáil-
leadar mo ṡaóire: ann sin a dubairt mé
go ndóirtfinn amach mo ḋioġaltas
orra, do ċoimlíonaḋ mfeirge na na-
ġaiḋ ann sa ḃfásach.

22. Tar éis sin do ċonaim mé mo
lám, agus doiḃriġ mé ar son man-
ma féin, ionnus nach ttruáillfiḋe
é a raḃarc na ngeinteaḋh, a raḃarc
a ttug mé amaċ iad.

23. Do ṫóiġ mé suas mo lám ċu-
ca ann sa ḃfásach, ċor go sgaóilfinn
ar fud na ngeinteaḋh iad, agus go
sgráoibsgaóilinn iad tríd na tíor-
ṫa;

24. Do ḃriġ nach ndearnadar mo
ḃreiṫeamhnuis, aċt gur ḋimbeaġadar mo
reaċta, agus gur ṫruáilliodar mo
ṡaóire, agus go raḃadar a súile a
ndiaiġ iodal a naiṫreaḋh.

25. Uimesin tug mé dóib reaċta
naċ raiḃ go maiṫh, agus breiṫeam-
nuis le naċ mairfedís.

26. Agus do ṫruáilliġ mé iad io-
na mbronntaiḃ féin, a náit a ttuga-
dar fa deara ar gaċ a ḃfosgladh
an ḃrú dul tríd * an tteine, ion- † Caib. 16. 21.
nus go ndéanuinn áonránach iad, ċor go
naiṫeonaidís gur misi an Tigearna.

27. Uimesin, a mhic an duine, la-
bair re tiġ Israel, agus abair riu, is
marso a deir an Tigearna Dia, tar éis
sin ann sa ní so do maslaiġeadar bur
naiṫre mé ann sa náit ar ċiontuiġeadar
am aġaidh.

28. An tan ṫug mé iad don tír
ar son ar ṫóig mé suas mo lám dá
ṫabairt dóib, ann sin do ċoncadar gaċ
uile ċnoc árd, agus na huile ċrann
tiuġa, agus dioḋbradar ann sin a níoḋ-
barṫa, agus ann sin tugadar a mbo-
laḋ cúmra, agus do dóirteadar amaċ
ann sin a nofrála diġe.

29. Ann sin a dubairt mé riu, cred
í a náit árd ċum a ttéigtí? agus
goirtear Bamah dainm dí gus a niug.

30. Uimesin abair re tiġ Israel,
is marso a deir an Tigearna Dia, an
bfuiltíse truáilliġṫe do réir gnátha
bur

bhur naithreadh? agus a ndéantaoi striopachus do réir a ngráineamhlachtasan?

31. Oir a nuáir theagthi bhur mbronnta, an tan do bheartaoi ⁊ bhur ccloinn dul thríd an tteine, truáillidhe sibh féin ré bhur nuile iodhalaibh gus an lá a niugh: agus an bfiafroċtar misi libhsi, a tigh Israel? mar mhairim, a deir an Tighearna Dia, ni ċeistneoċtar misi maille ribh.

32. Agus an ni tiucfas ann bhur meanmain, ni biaidh mar sin ar énċor, mar a deartaoise, biamne mar na geintibh, amhail muintearna na ttíortan drognamh do ċrannaibh agus do ċlochaibh.

33. Mar mhairim, a deir an Tighearna Dia, go deimhin is lé láimh láidir, agus lé ruigh sínte amach, agus lé feirg dóirte amach, riaghlocus mé ós bhur ccionn.

34. Agus do bhéra mé amach sibh as na tíortaibh mar a ccraobhscaóilter sibh le láimh láidir, agus lé ruigh sínte amach, agus lé feirg dóirte amach.

35. Agus do bhéra mé sibh go fásach na ndaóine, agus taigeora mé ribh ann sin aghaidh ⁊ aghaidh.

36. A mhail mar do tagair mé ré bhur naithribh a bhfásach ċrich na Hégipte, mar sin thaigeoras mé ribhsi, a deir an Tighearna Dia.

37. Agus do bhéra mé oraibh siubal fám slait, agus do bhéra sibh a ccuibhreach an ċunarta.

38. Agus sgagfa mé amach as bhur measc na ceannairgtig, agus an dream sháruighios am aghaidh: do bhéra mé amach as an ttír iad mar a mbeid ar cuáirt, agus ni raċfaid a steaċ a ttír Israel, agus aitheontaoi gur misi an Tighearna.

39. Ar bhur sonsa, a thigh Israel, is marso a deir an Tighearna Dia, imthighidh, foghnaidh gach uile dhuine agaibh dá iodhalaibh féin, agus na dhiaigh sin mar an ccédna, muna néistighe riomsa: acht ná truáillidhe mainm naomhtha ní as mó lé bhur mbronntaibh, agus le bhur niodhalaibh.

40. Oir ann mo shliabh náomhtha a sliabh áirde Israel, a deir an Tighearna Dia, is ann sin foigheonaid tigh Israel uile damsa ann sa tír: ann sin glacfuis mé ċugam iad, agus ann sin iarrfas mé bhur nofrálacha, agus primhoil bhur niodhbartadh maille ré bhur nuile ni náomhtha.

41. Glacfa mé ċugam sibh maille re bhur mboladh cumhra, an tan bhéras mé amaċ ón bpobal sibh, agus ċruinneochus mé sibh as na tíortaibh ionar dioscaóileadh sibh, agus náomhthoċtar misi ionnaibh a bfiadhnuise na ngeinteadh.

42. Agus aitheontaoi gur misi an Tighearna, an tan do bhéras mé go tír Israel sibh, don tír ar son ar thóig mé mo lámh súas dá thabhairt dá bhur naithribh.

43. Agus is ann sin cuimhneoċthaoisi bhur slighthe, agus bhur ngníomha uile ionar truáilleadh sibh, agus fúatoċaidh sibh féin ann bhur radharc féin, ar son bhur nuile olc dá ndéarnabhair.

44. Agus aitheontaoi gur misi an Tighearna, an tan oibreochus mé libh ar son manma féin, ni do réir bhur ndroichshlighthechsa, nó do réir bhur ngníom ttruáillidhthe, a thigh Israel, a deir an Tighearna Dia.

45. Tuilleamh oile, tháinic focal an Tighearna ċugam, ag rádh,

46. A mhic an duine, suidhigh haghaidh leath ris an deisceart, agus sil do bhriathar leat ris an deisceart, ⁊ tairngir a naghaidh fhoraoise an machaire bhuidh deas.

47. Agus abair ré foraois an deisceirt, éist briathar an Tighearna, is marso a deir an Tighearna Dia, féuch, lasfaid mé teine ionnad, agus loiscfidh si gach uile ċrann glas ionnad, agus gach aon ċrann crion: ni múchfaighear an teine lasarda, agus loiscfighear innte na huile aighthe ón deisceart gus an ttuáisceart.

48. Agus

48. Agus do ċífid a nuile ḟeóil
gur mísi an Tigherna do las í; ní
múċfuighear í.
49. Annsin a dubhairt mísi, ah a Thi-
gherna Dia, a deirid siad dom
ṫaobhsa, a né naċ neiṫe dorċa labhras
sé?

## CAIB. 21.

AGus ṫáinic briaṫar an Ti-
gherna ċugamsa, ag rádh,
2. A ṁic an duine, suighid
haghaidh leath ré Ierusalem,
agus síl do ḃriaṫar leaṫ ris a náit
náomṫa, agus tairngir a nagaid tíre
Israel.
3. Agus abair ré tír Israel, is
marso a deir an Tigherna, féuch,
atáim ad aghaidh, agus tairreongad mé
mo ċloidheamh amach.
4 Do ḃríġ go ngearrfa mé amaċ
uáit an fírén agus an ciontach, uime-
sin raċfaidh mo ċloidheamh amaċ as a
ṫruáill a naġaidh a nuile ḟeola ón
deisceart gus an ttuáisceart.
5. Chor go naiṫeonaid a nuile
ḟeóil gur mísi an Tigherna do ṫarr-
aing amach mo chloidheamh as a ṫruáill:
ní fillfid sé ní sa mó a steach.
6. Osnaidhse, a ṁic an duine, uime-
sin maille ré brisedh do leasraidh,
agus maille ré searbhus osnaid ar
coiṁe a súlsan.
7. Agus biáid ann a nuáir a déara-
id siad riot, cred as a nuchbha-
dann tú? go bhfreagora tú, ar son
na sceul, do bríġ go ttig sé: a-
gus leighfidh a nuile ċroide, agus
biáid na huile láma lag, agus anb-
ḟainneoċaid gach uile spiorad, agus
biáid na huile ġlúine lag amhail uisge;
féuch, atá sé ag teaċt, agus do
bhéarthar a ccríche é, a deir an Ti-
gherna Dia.
8. A rís ṫáinic briaṫar an Tigh-
erna ċugam, ag rádh,
9. A ṁic an duine, tairngir agus
abair, is marso a deir an Tigherna, a-
bair, atá cloidheamh, cloidheamh ar na ghéru-
ghadh, ⁊ ar na liomhadh mar an ccéadna.
10. Atá sé ar na ghéruġadh do
dhéanamh áir doiligh: atá sé ar na lio-
mhadh, chor go loinneoċadh sé; a ndéan-
maoisne maisgeadh sólás? díosbeagaidh sé
slat mo ṁicse amhail a nuile ċrann.
11. Agus thug sé gha liomhadh
é, ionnus go nglacfaidhe é: do géur-
uigheadh an cloidheamh, agus atá sé ar
na liomhadh dá ṫabhairt a láiṁ an mar-
bhthaigh.
12. Eigh agus núalluigh, a ṁic
an duine; óir biáidh sé ar mo ḋaoinib-
si: biáid uaman do bríġ an ċloidhim ar
mo ṗobalsa; uimesin * buáil ar do
sliasaid. *Ier.31. 19.
13. Do bríġ gur tearduġadh é, gi-
deadh má díosbeagann an cloidheamh eadhon an
tslat, ní biáid ann ní sa mó, a deir
an Tigherna Dia.
14. Tairngirsi ar a nadhbharsin, a
ṁic an duine, agus buáil do láṁa
ar a ċéile, agus biodh an cloidheamh
dúbalta an treas uáir, cloidheamh na
marbh, isé sin cloidheamh na ndaoine móra
atá marbh, noċ téid a steach ann a seom-
raduibh diamhra.
15. Do suighid mé bagradh an ċloi-
dhim a naġaidh a ngeatadh uile, chor
go meirtneoċadh a ccroide, agus go
méideoċtar a naidhmillte: ah, do rinneadh
loinnreach é, do filleadh suas ċum a
náir é.
16. Imṫighse a sliġe éigin ceaċtar
díob, don láiṁ deis, nó ċlé, gidh bé
ar bith taob a mbia haghaidh.
17. Buáilfid mísi fós mo láṁa fá
ċéile, agus do bhéra mé ar mo díbfeirg
ciunuġadh: mísi an Tigherna, a dubhairt
é.
18. Tháinic focal an Tigherna ċu-
gam a rís, ag rádh,
19. Mar an ccéadna a ṁic an duine,
ceann dá sliġe duit féin, chor go ttiuc-
fa cloidheamh Righ na Babilóine:

tiucfaid araón cúpla amaċ as an ttír, agus toġsa áit, toġ í ag ceann na sliġeadh cum na caṫraċ.

20. Ceann sliġe ċum go ttiucfa an cloiḋeam go Rabbat na Nammoniteach, agus go Hierusalem, an ċaṫair daingion.

21. Oir do sheas Righ na Babilóine a ndealuġaḋ na sliġeḋ, ag ceann an dá sliġeḋ do ḋéanamh fáistine: do rinne sé a saiġde dealraiġteach, do ċomhairliġ sé lé híomháiġib, dféuch sé annsna háeghibh.

22. Ar a láimh ḋeis do bhí fáistine do Ierusalem dorduġadh caiptinġeaḋ, dosgladḋ an béil annsa nár, do toġbháil an ġota suas maille ré gáir, dorduġaḋ reiteaḋ tolta a naġaidh na ngeataḋ, do ṫeilgion mótaḋh, agus do ċur daingniġ suas.

23. Agus biáidh sé dóibsion amhail fáistine bhréige iona radharc, don druing tug mionna; agus goirfiḋ sé ċum cuimhne a néicceart, ionnus go ngabhtar iad.

24. Uime sin is marso a deir an Tighearna Dia, do brigh go ttugabhair ḟa deara bhur néigceart do ċuimhniughaḋ, an tan do foillsiġheaḋ bhur sáruiġthe, ionnus go ttaisbéntar bhur bpeacaiḋ ann bhur ngníomhaib uile: do bhrigh go ttangabhair ċum cuimhne, géabhtar sibh leis an láimh.

25. Agus tusa a phrionnsa neimhdiadha ciontaiġ Israel, noċ dá ttáinic do lá, an tan ċríochnoċtar an téigceart;

26. Is marso a deir an Tigearna Dia, áṫruiġh an bhanna ríoghamhail, agus beir díot an ċoróin: ní bhuḋ hí so an ccéanna, árdaiġ an té is ísiol, agus ísliġ an té is árd.

27. Iompoċa mé é bunóscionn, bunóscionn, bunóscionn, agus ní biáiḋ sé ann ní is mó, nó go ttí an té dar ceart é, agus do bhéara mé dósan é.

28. Agus, tusa a mhic an duine, tairngir agus abair, is marso a deir an Tigearna Dia, a ttáobh na Nammoniteach, agus a ttáobh a masla, eadhon abair tusa, atá an cloiḋeamh, an cloiḋeamh ttarraingthe, líomhṫar é ċum a mára do ḋíoṫughadh do bhriġ an dealraiġhṫe.

29. An feaḋ do ċífid díomhaóineas ortsa, an feaḋ fáistinighid bréaga ort, dot ṫabhairt ar mhuinéulaiḃ na druinge marbhṫar leis na ciontaċaib, noċ dá ttáinic a lá an tan ċríochnoċtar a néigceart.

30. An ttiubhra misi ar filleaḋ iona truáill? do bhéara mé breiṫeamhnus ortsa annsa náit ar cruthuiġeadh tú, an do ṫír dúṫaiġ.

31. Agus dóirtfiḋ mé amach mfeirg ort, séidfiḋ mé ad aġaidh a tteine mo ḋioġaltais, agus do bhéara mé tú a láimh daóine brúideamhla agus eolaċ ar aidhmilleaḋ.

32. Biáiḋ tú mar ċonnaḋ don teine, biáiḋ tfuil a meaḋon na tíre, ní cuimhneoċtar tú ní samhó: óir is misi an Tigearna do labhair é.

*Lebh. & 20. †Lebh. *Lebh. *Ier.5 *Lebh.

## Caib. 22.



Uilleadh fós, ṫáinic briaṫar an Tiġearna ċugamsa, ag rádh. †Caib 21

2. Anois a mhic an duine, an * mbérsa tú breṫ: an mbérsa tú breiṫeamhnus ar an ccaṫraiġ fuiltiġ? agus taisbénsa tú a huile ġráineamhlaċta dí. †Caib 20.4 & 23.36.

3. Annsin abairse, is marso a deir an Tigearna Dia, dóirtiḋ an caṫair fuil iona lár, ionnus go ttiucfaḋ a ham, agus do ní sí íodhail na haġaidh féin dá truailleaḋ féin.

4. Atá tú ciontaċ ann tfuil, noċ do *dóirt tú, agus do salaiġ tú tú féin ann híodhalaib, noċ do rinne tú, agus tug tú ar do laéṫib tarraing a ngar, agus ṫáinic tú go híomlán ċum do bliadhan: uime sin do rinne misi sgannail díot do na geintib, agus magaḋ do na huile ċríoċaib. †2 Rígh 21. 16,

5. Do

5. Do ḋéanuid an ṁéid atá a bfo-
gus, agus an ṁéid atá a bfad uáit, ma-
gadh fúd, noch atá mioċluiteach, agus
ar do ḃuaidhreadh go mór.
6. Féuċ, prionsaḋa Israel, do bí
gach áon aca ionadsa do réir a ccu-
ṁaċt do ḋórtadh fola.
7. Ionadsa do ṫarcuisnigheadar a-
ṫair agus máṫair: ann do lár do rinneadar
go celgaċ ris an ccoiṁṫigheach: io-
nadsa do rinneadar foiréigion ar an
ndilleċta, agus ar an mbaintreabhaigh.
8. Do ṫarcuisnigh tú mo neiṫe ná-
oiṁṫa, agus do bris tú mo ṡaóire.
9. Atáid daoine ionadsa iomċras
sgéula do ḋórtaoh fola: agus ionad-
sa itid siad ar na sléibtib: do nid
siad uallaċus ann do lársa.
Lebh.18.8. 10. Do ṫaisbeanadar * ionadsa
& 20.11. tárnoċt a naiṫreadh: ionadsa dumhluig-
ġeadar an bean do cuireadh a leaṫtaoib
Lebh.18.19. * do brigh a neimhglaine.
Lebh.18.20. Ier.5.8. 11. Agus do rinne neach * gráineim-
lacht ré mnaói * a ċomarsan, agus
Lebh.18.19. do ṫruáillid neach oile * ingean a ṁná,
agus dumhluigh neach oile ionadsa a
deirbhsiur ingean a aṫar.
12. Ionadsa do ġabadar cuma ċum
fola do ḋórtaḋ: do ġlac tú usuireaċt
agus biseach, agus do ġnoḋuigh tú go
sanntaċ ód ċomarsan uib lé fóirneart, a-
gus do ḋearmuid tú misi, a deir an Ti-
ġearna Dia.
Cab.21.17. 13. Féuch uimesin, do * buáil mi-
si mo láiṁ ar do ġnoḋugaḋ neimhionnruic,
noċ do rinne tú, agus ar ṫfuil noch
do bí ann do lár.
14. An bfulaing do ċroiḋe a fulang,
nó an bfédaid do láṁa beiṫ láidir
annsna láeṫib a ngéba misi do láim ṫú?
misi an Tigearna a duḃairt é, agus do
ḋéanad é.
15. Agus diosgaóilfid mé ṫú a
measc na ngeinteaḋ, agus scabfaid mé
ṫú a measg na ttiorṫan, agus diog-
bhárghfidh mé do shalchar asad a-
mach.
16. Agus géba tú hoighreaċt ionad
féin a radharc na ngeinteadh, agus ai-
teonuid tu gur misi an Tigearna.

17. Agus ṫáinic briaṫar an Ti-
ġearna ċugamsa, ag ráoh,
18. A mic an duine, atá tigh Isra-
el damsa amhuil sal, atáid uile na
bprás, na stán, agus na niarann, a-
gus na luáighe a meaḋón na fuirnise, ni
bfuil ionnta acht sal airgid.
19. Uimesin is marso a deir an Ti-
ġearna Dia, do brigh go bfuilti uile bur
sal, féuch, uimesin cruinneoċa mé sib
a steach a meadhón Ierusalem.
20. Mar ċruinnighid siad airgiod, a-
gus prás, agus iarann, agus luáighe,
agus stán a meaḋón na fuirnise, do
shéideadh na teineaḋ ar dá leaġaḋ:
marsin cruinneóchus misi sibsi ann
mfeirg agus ann mainteas, agus
fuigfidh mé annsin sibh, agus leġ-
fuidh mé sib.
21. Fós cruinneóċa mé sib, agus
séidfidh mé fuib a tteine mfeirge, a-
gus leġfuighear sib iona lár.
22. Amhail leġṫar airgiod a mea-
ḋón na fuirnise, marsin beiṫise leġṫa
iona lársan, agus aiṫeontaói gur
misi an Tiġearna do ḋóirt amaċ mfearg
oruib.
23. Agus ṫáinic focal an Tiġear-
na ċugam, ag ráḋ,
24. A mic an duine, abair ria, is
tú an tir nach bfuil glanta, nach
mó do feartadh fearthuinn uirre a ló
na ccúarta.
25. Atá feall agá fáighib ann a lár
amhuil leoman buile, ciocrach ar ċreiċ; †Math.23.14
do * sluigiodar anmanna: do glaca-
dar na hionmhuis, agus na neiṫe mór-
luáiġ: do rinnedar mórán baintreabhaċ
di iona lár.
26. Do briseadar a sagairt mo dli-
ġeaḋ, agus do ṫarcuisnigheadar mo nei-
ṫe náoṁṫa: ni ḋearnadar eidirḋealu-
ġaḋ idir an naoṁṫa, agus a neiṁná-
oṁṫa, ni mó do ṫaisbenadar eidirḋealú-
ġaḋ idir an nglan agus an neiṁglan,
agus dfoluigheadar a suile óm
ṡaóire, agus atáim ar mo ṫruáilleaḋ e-
ttorra.
27. Is cosmhuil * a prionnsaḋa iona †Mich.3.11.
lár ré madraiḋ állta ciocraċ cum Soph.3.3.

ṫreiċe, do ḋórtaḋ fola, agus do ṁar-
ḃaḋ anmañ, dfaġáil tarḃa neimhioñraca.
28. Agus do ḋóibiodar a fáiġe iad
féin lé moirtéur gan trúaċadh ag
faicsin diomaóinis, agus ag fáistine
bréug ḋóiḃ, ag rádh, is marso a
deir an Tiġearna Dia, an tan nar la-
ḃair an Tiġearna.
29. Do ġnáṫuiġeadar daóine na tíre
éccóir, agus do ċleaċtadar slad, a-
gus do ċráiḋeadar an boċt agus an
riaċtanaċ, do ḃruiġeadar fós an táonrá-
nach go héccóir.
30. Agus diarr misi duine iona
measc do ḋúnaḋ an fál súas, agus do
sheasaḋ a ñsa mbearn romam ar son
na tíre, ionnus naċ millfiñ í, acht ní
ḟuarus duine ar biṫh.
31. Uimesin do ḋóirt mé amach
mfearg orra, do loisg mé iad lé teine
mfeirge: do ċúitiġ mé a sliġe féin ar
a cceannuibh, a deir an Tiġearna Dia.

---

## CAIB. 23.

THáinic briaṫar an Tiġearna
ċugam a rís, ag rádh,
2. A ṁic an duine, do bá-
dar días ban, ingeana áon-
ṁáṫar amáin.
3. Agus rinneadar striopachus añ
sa Néigipt, do rinneadar striopachus
iona nóige: añsin do bruiġeadh a
gciċe, agus añsin do bruiġeadar cio-
ċa a maiġdionuis.
4. Agus do bé a nanmaña, Aho-
lah fa sine, agus Aholibah a dearbh-
ṡiur: bá liomsa iad, agus rugadar
mic agus ingeana: is marso do bí a nan-
maña: sí Aholah Samária, agus sí
Aholibah Ierusalem.
5. Agus do riñe Aholah meirdre-
ċus a nuair bá liomsa í, agus do bí sí
roġnáḋaċ ar a háos gráḋa, ar na Siria-
nácaiḃ a comharsana,
6. Noch do bí ar na néduġaḋ a
ngorm, na ccaiptinib agus na ria-
glóiriġib, iad uile na nóganaċaib toi-
leamhla, na marcsluagh ag marcuiġeaċt
ar eaċaib.
7. Marso do riñe sí a striopachus
riu, leis an méid do bí na bfearuib toġ-
ṫa san Assiria, agus leis a nuile
ar raib a mearġráḋ, do truáilliġ sí
í féin lé na niodaluib uile.
8. Ní mó dfág sí a striopachus ón
Néigipt: óir do luiġeadar lé iona
haóis óig, agus do bruiġeadar ciche
a maiġdionuis, agus do ḋóirtiodar a
striopachus uirre.
9. Uimesin ṫug misi a láim a háos
gráḋ í, a láim na * Assirianach ar a † 2 Righ.17.
raib a cion. 18.
10. Do léigiodar so a tárnoċt-
uiġe leis, do ġabadar a mic agus a
hingeana, agus do ṁarbadar í leis an
ccloiḋeaṁ: agus dfás sí na hainm do
ṁnáib, óir rugadar breiṫeamnus uirre.
11. Agus an tan do ċoñairc a dearb-
ṡiur Aholibah so, do bí sí ní sa ṫruáil-
liġṫe iona gráḋ ainmeasarḋa ná ise;
agus iona striopachus ní sa ṁó ná a
dearbṡiur iona striopachus.
12. Do antoiliġ sí ar na * Hassi- † 2 Righ.16.
riánaċaib a comharsana, caiptine a 7.
gus úachtaráin éaduiġhthe go ro
oirrdhearc, marcsluaġ ag marcuiġeaċt
ar eachaibh, iad uile na nóganaċaib
iontoile.
13. Añsin do ċoñairc misi go raib sí
ar na truáilleaḋh, gur ġabadar aráon
aóintsliġe.
14. Agus gur ṁéaduiġ sí a striopa-
ċus: óir an tan do ċoñairc sí fir ar na
bpiñdeáil ar an mballa, iomáiġe na
Ccaldéanach tairrngthe re bermil-
ion,
15. Crioslaiġṫe maille re crea-
saib ar a learrach, ag breith bárr
go hiomarcach a ndéaduiġib daite
ar a cceañaib, iad uile na bprionnsaduib
re féuchuin, do réir mhodha Bha-
bilóineach na Caldeá, tír a mbeir-
the:
16. Agus comhluaṫ go bfaca sí
iad

iad le na súilib, do ṁiciallṡigh si dá ttaóib, agus do ċuir si teċta ċuġta don Chaldeá.

17. Agus ṫangadar Babilóinigh ċuice go leabaidh an ġrádha, agus do ṫruáilliġiodar í le na striopaċus, agus do truáillead léo í, agus do bí a hinntinn ar na ḃísnam ċoimiġṫeċ uata.

18. Mar sin do léig sí a striopaċus leis, agus do ṫaisbéin sí a tárnoċtuġe: ansin do choimhthiġiod m'inntinnsi uaiṫe, amhail dáṫruiġ m'inntinn ó na deirbṡiúir.

19. Giodhead do ṁéaduiġ sisi a striopaċus a ngcuim láeṫe a hóige ċum cuimhne, an a ndearna sí meirdreċus a ccríċ na Hegipte.

20. Oir do antoiliġ sí coṁmhail re na mnáib leandesion: do ḃríġ go ḃfuil a bfeoil amhail feóil assail, agá ḃfuil a sliocht amhail siol eċ.

21. Marso ṫug tú ad ċuimhne uallsuidhe hóige a mbrúġadh do ċioch leis na Hégiptib ar son ċioch hóige.

22. Uimesin, a Aholibah, is marso a deir an Tiġearna Dia, féuc, dússeoċa misi súas háosgráda ad aġaidh ó ḃfuil hinntinn anaiṫnib, agus do ḃéara mé ad aġaidh iad ar gach áontaoib;

23. Na Babilóniġh, agus na Caldeánuiġ uile, Pecod, agus Soa, agus Coa, na Hassiriánuiġ uile maille riu: iad uile na ndaóinib óga ionduile, na ccaiptinib agus na nuáċtaránuib, tiġearnada móra, agus cluiteċ, iad uile ag marcuiġeċt ar eċaib.

24. Agus tiucfuid siad uile ad aġaidh le carbaduib, le cóistigib, agus le roṫaib, agus le cruinniuġad daóine noch ċuirfios buclóir agus sciaṫ agus clogad ad aḋaiġ a ttimċioll fa ccuáirt: agus cuirfidh misi breiṫeamhnus rompa, 7 do ḃéraid siad breiṫeamhnus ortsa do réir a mbreiṫeamhnuis féin.

25. Agus suideoċa mé mo éud ad aġaidh, agus do ḃéanuid siad go hanborb riot: ḃearuid siad léo do srón, agus do ċluása, agus tuitfidh t'fuiġioll leis an ccloidheamh: gébuid siad do mic agus hingiona, agus dóiṫfiġear a tteine a ḃfuiġfiġear díot.

26. Noċtfuid siad tú fós as héadach, agus béaruid do seóid breáġa léo.

27. Marso do ḃéara mé ar húallaċus cosg, agus ar do striopaċus ó ċríċ na Hégipte: iondus nach ttóigfe tú do shúile súas ċuca, agus naċ ccuimhneoċa tú an Négipt ní sa mó.

28. Oir is marso a deir an Tiġearno Dia, féuch do ḃéara misi tú a láim na druinge noċ fúaṫuiġios tú, a láim an luċta ar ársuiġ do menma uatha.

29. Agus do ḃéanuid siad go fúaṫmar riot, agus ḃearuid do sáothar uile léo, agus fáigfid tárrnoċt agus lom tú, agus foillseoċtar tárrnoċtuġe do striopaċuis, húallaċus aráon agus do striopaċus.

32. Do ḃéana mé na neiṫesi riot, do ḃríġ gur imṫiġ tú le striopaċus a ndiaigh na ngeinteadh, agus do bhrigh gur truáilleadh tú le na niodaluib.

31. Dimṫiġ tú a sliġe do deirḃséar, uimesin do ḃéara mé a cupán ann do láim.

32. Is marso a deir an Tiġearna Dia, ioba tú as cupán do deirḃséar go domain leaṫan; do ḃéantar gáire tarcuisneċ iomad, agus biá ó tú ad magad; is mór tuillios ann.

33. Líonfuiġear lé meisce, agus lé doilġios tú, lé cupán uaṫbáis 7 dóláis, 7 lé cupán do deirḃséarnaċ Samária.

34. Eadhon ioba tú, agus súiġfiḋ tú é uile, agus brisfiḋ tú a bruáiġ, agus tarreonga tú do ċíċe féin asad: óir a dubhairt misi é, a deir an Tiġearna.

35. Uimesin is marso a deir an Tiġearna Dia, do ḃríġ gur dearmuid tú misi, agus gur teilg tú taob siar díot mé; uimesin iomċuir tusa huallaċus féin, agus do striopaċus.

36. Ar a naḋḃarsin a dubhairt an Tiġearna riomsa, a mic an duine, an mbéara tú breiṫ ar *Aholah, 7 ar Aholibah? agus foillsiġ dóib a ngráineamhlacta. †Caib. 20.4. & 22.2.

37. Go ndéarnadar aḋaltranas, agus go ḃfuil fuil iona lámuib, agus go ndéarnadar

ndearnadar adhaltrannas le na niodhal-
aibh, agus go ttugadar fós ⁊ a
macaibh noċ rugadar damsa imṫeaċt
ṫríd an tteine dá losgadh.
38. Tuilleaḋ fós, is marso do
rinneadar liomsa: do ṫruáilliodar mo
ṡanctóir anṡa ló ċeadna, agus do neim-
ṅiġeadar mo ṡábóide.
39. Oir an tan do ṁarḃadar a
cclann dá niodhalaibh, annsin ṫangadar
san ló ċeadna dom ṡanctóirse dá
† 2 Riogh. 21. 4. ṫruáilleaḋ; agus féuch, * is marso
do rinneadar a meaḋón mo ṫiġe.
40. Agus tuilleaḋ fós, do ċuire-
adar fios ⁊ daóinibh teaċt a bfad, a
ccionn ar cuireaḋ teaċta, agus féuch,
ṫangadar, ar son ar niġ tusa tú
féin, ar ṗinndeáil tú do ṡúile, agus
ar ċóiriġ tú tú féin le culaiḋiḃ,
41. Agus ar suiġ tú ⁊ leabaiġ
sdáṫamhail, agus bórd gléusta as a
† Seanraite 7. 17. ċoinne, * ⁊ ar ċuir tú mo ṫúis agus
mola.
42. Agus do ḃí guth móráin a
socamal iona foċair, agus maille ris
na daóinibh coitċionn tugaḋ Sabéanaiġ
ón bfásach, noċ do ċuir bráisléid ⁊ a
lámhaibh, agus corona breáġa ⁊ a ccean-
naibh.
43. Annsin a dubhairt misi ria, do
ḃí sean ⁊ na nadhaltrannasaibh, a ndéanaiḋ
anois adhaltrannus ria, agus ise riu-
san?
44. Thangas sin do ċuadar iona
gnáis amhail do raċaidis ċum mná do
ni meirdreaċus; is mar sin do ċuadar
a ngnás Aholah agus Aholibah, na
mná uallaċa.
45. Agus beirid na daóine fírén-
* Caib. 16. 38. ta * breaṫ orra, do réir moḋa adhalt-
rannach, agus do réir moḋa na mban
dóirtios fuil; do ḃríġ go bfuilid na
nadhaltrannaċaibh, agus go bfuil fuil
iona lámhaibh.
46. Oir is marso a deir an Tiġearna
na Dia, béara mé cuideachta a nios
orra, agus sgeċoidiġ mé dá nátar-
rach, agus da milleaḋ iad.
47. Agus cloċfaid an ċuideaċta iad
le cloċaibh, agus marbhfaid iad le na
ccloiḋṁtibh; marbhfaid siad a mic a-
gus a ningeana, agus loisgfid súas
a ttiġṫe le teine.
48. Mar so do ḃéara mé ⁊ ualla-
ċus cosg as an ttír, le muinfiġear
do na huile ṁnáibh gan déanaṁ do
réir bur leimeasi.
49. Agus cuiteoċaid siad bhur
leime ribh, agus iomċoraidh peacaiḋe
bur niodal, agus aiṫeontaói gur mi-
si an Tiġearna Dia.

---

# Caib. 24.

Ris, anṡa naómadh blia-
dain, anṡa deaċmaḋ mí, ⁊
an deachmaḋ lá don mí, ṫái-
nic briaṫar an Tiġearna
ċugamsa, ag rádh,
2. A mic an duine, scriobh duit
ainm an laói, eadhon an laói ċeadna-
sa; do ṡuiġiḋ Ríġ na Babilóine é
féin a naġaiḋ Ierusalem san ló ċeadna-
sa.
3. Agus labhair cosamlaċt ris an
ttiġ ċogtach, agus abair riu, is
marso a deir an Tiġearna Dia, cuir
sios pota, cuir sios é, agus fós
dóirt uisge ann.
4. Cruinniġ a piosadaibh ann, eadhon
gaċ dóncaḋ maiṫ, an tsliasad, a-
gus an slinéun, lion é le toġa na
ccnám.
5. Glac toġa an tréada, agus
loisg fós na cnáma faói, agus ta-
bhair ⁊ fiuchadh go maith, agus fiu-
ċadh sé a ċnáma sin ann.
6 Uimesin is marso a deir an Ti-
ġearna Dia, a mairg don ċaṫraigh fuil-
tiġ, don pota agá bfuil an scim ann,
agus nać deċaiḋ a scim as amach;
tabhair amać é piosa ⁊ piosa, ná tui-
teaḋ crannċur ar biṫ ⁊.
7. Oir atá a fuil iona lár: do
ċuir sí é ar mullach cairge, nior
dóirt sí ⁊ an ttalamh é dá folach le
luaiṫreaḋ:



† Nah. ... Hab. 2

8. Chor go ttiubhradh sé fa deara
feirg do techt a níos do dhéanamh dhíogh-
altais; do ṡuidhigh misi a fuil ar
mhullach carrge, chor nach bfholchfuidhe a
ḟolach.
9. Uime sin is marso a deir an Ti-
† Nah. 3. 1. ghearna Dia, * a mairg don chathruigh ful-
Hab. 2. 12. tigh, do dhéana misi an teine mhór.
10. Cruach chonnadh suas, las an
teine, díothaigh a nfeóil, agus spíos-
raidh go maith í, agus loisgthear na
cnámha.
11. Ansin cuir folamh é ar a smél-
róidibh, nó go raibh a ṗrás te, agus
go leaghthar a salchar ann lé loisgfidhear
a saim.
12. Do ṫuirsigh sí í féin lé bréug-
uibh, agus ni dheachaidh a scim mhór aisde
amach; biáidh a scim ann sa teine.
13. Atá úallachus ann do ṡalchar:
do bhrígh gur ghlan misi thú, agus nach
raibh tú glan, ni glanfuighear ód ṡal-
char tú ni sa mhó, nó go ttuga mi-
si ar mo dhíoghaltas socrughadh ort.
14. Misi an Tighearna do labhair é,
tiucfa sé a ccrích, do dhéana mé é,
ni racha mé ar ccúl, ni mó choigeolus
mé, ni mó biás aithrechus orum; do
réir do ṡlighthech, agus do réir do
ghníomh bhéaraid siad breath ort, a deir
an Tighearna Dia.
15. Mar an ccéadna tháinic bria-
thar an Tighearna chugamsa, gha rádh,
16. A mhic an duine, féuch, beirim
uáit mian do ṡúl le buille, gidheadh
ni dhéana tú doilghios, ni cháoidhfe tú,
ni mó riothfuidh do dhéra síos.
17. Léig dhiot éighiomh, ná déan cu-
mha ar son na marbh, ceangail thre-
lamh do chinn ort, agus cuir do bhróga
ar do chosaibh, agus ná folaigh do ṗu-
sinighe, agus ná hith arán na ndaoine.
18. Marsin do labhair mé ris na
daoinibh ar maidin, agus déug mo bhean
tráthnóna, agus do rinne mé ar maidin
mar do haithnigheadh dhíom.
19 Agus a dubhairt an pobal riom,
nach innéosa tú dhúinne créd atá dhúinn
ris na neithibhse do ni tú marso?
20. Ansin do fhreagair misi iad, thái-
nic briathar an Tighearna chugamsa, ag
rádh,
21. Labhair re tigh Israel, is mar-
so a deir an Tighearna Dia, féuch,
truáilleocha misi mo ṡanctóir, oirdhear-
cus bhur neirtesi, fonn bhur súl, agus
an ni is trúagh lé bhur ccroidhe: agus
bhur mic agus bhur ninghena noch do
ḟágabhair, tuitfid leis an cclaidheamh.
22. Agus do dhéantaoi mar do rinne
misi, ni ḟoileochuidhe bhur bpusinidhe, ni
mó iostaói arán na ndaóine.
23. Agus biáidh bhur ttrelamh ar bhur
cceannaibh, agus bhur mbróga ar bhur
ccosaibh: ni dhéantaoi ghul nó gearán,
acht beithi cnáoidhte ar son bhur néig-
ceart, agus cáoidhfidhe gach aon a-
gaibh ar aghaidh a chéile.
24. Marso atá Ezeciel na chomar-
tha dhíbh do réir na nuile neithe dá ndéar-
na sé, is marsin do dhéantáoise; agus
an tan thiucfas so, aitheontaói gur
misi an Tighearna Dia.
25. Mar an ccéadna, a mhic an
duine, nach eadh biás ann sa ló a mbéar-
ra misi a neart úatha, gáirdeachus a
nglóire, mian a súl, agus an ni ar
ar suidhighedar a nintin, a mic, agus
a ninghena;
26. Iondus go ttiucfadh an té ra-
chus as san ló sin chugadsa da tha-
bhairt ort a chluinsion led chlúasaibh?
27. Ann sa ló sin foisceoltar do
béul don ti rachus as, laibheora tú,
agus ni biáidh tú balbh ni sa mhó, a-
gus biáidh tú ad chomartha dhóibh,
agus aitheonuidh gur misi an Tigh-
earna.

## CAIB. 25.

THáinic briaṫar an Tiġerna ċugamsa, ag ráḋ,

* Jer. 49. 1, &c.

2. A mic an * duine, suiġiḋ haġaiḋ ar na Hammonitiḃ, agus tairngir na naġaiḋ;

3. Agus abair ris na Hammoniteċaiḃ, éistiġ briaṫar an Tiġerna Dia, is marso a deir an Tiġerna, do briġ go ndubairt tú, aha, a naġaiḋ mo ṡanctora an tan do truáilleḋ i, agus a naġaiḋ ṫíre Israel, a nuáir do bí sí aonránach, agus a naġaiḋ ṫiġe Iúdah, an tan do ċúadar a ndaoirsine;

4. Féuch, ar a naḋbarsin, scéoduiġ mé tú do ċlannaiḃh a noirṫir mar ṡeilḃ, agus suiḋeoċuid a bpáláis ionnaḋ, agus do ḋénuid a náitreḃha ionnaḋ: iosuid siad do toraḋ, agus iobuid siad do ḃainne.

5. Agus do ḋéna mé stábla cámall do Rabbah, agus do na Hammonitiḃ áite luiḋe do tréduiḃ, agus aiṫeontaói gur misi an Tiġerna.

6. Oir is marso a deir an Tiġerna Dia, do briġ gur buáil tú do láma, agus gur preb tú led ċosaiḃ, agus gur ġáirdiġ tú a ccroiḋe maille re haingiḋeacht a naġaiḋ ṫíre Israel;

7. Féuch uimesin, sínfiḋ misi mo lám amach ort, agus scéoduiġ mé mar ċréaċ do na geintiḃ tú, agus gerrfa mé amaċ as an bpobal tú, agus do ḃéara mé ort díoġḃáḋ amaċ as na tíorṫaiḃ: agus scriosfuiḋ mé tú, agus aiṫeona tú gur misi an Tiġerna.

8. Is marso a deir an Tiġerna Dia, * do briġ go naḃair Moab, agus Seir, féuċ, atá tiġ Iúdah cosṁuil ris na geintiḃ uile:

* Jer. 48. 1, &c.

9. Uimesin féuch, foisceola mé táoḃ Mhóab ó na caiṫreaċaiḃ, ó na caiṫreaċaiḃ atá ar a imeal, glóir ṫíre Bhet-iesimot, Bhaalmeon, agus Chiriataim,

10. Dfearuiḃ a noirṫir a naġaiḋ ċloinne Ammon, agus do ḃéara mé a seilḃ iad, cor nach ccuimneoċtar na Hammonitiġ a measc na ccineaḋach.

11. Agus do ḃéara mé breaṫ ar Mhóab, agus aiṫeonuid gur misi an Tiġerna,

12. Is marso a deir an Tiġerna Dia, do briġ go ndéarnuid Edom a naḋuiġ tiġe Iudah do glacaḋ dioġaltais, agus gur ċiontuiġ go mór, agus gur ḋioġail é féin orra.

13. Ar a naḋbarsin is marso a deir an Tiġerna Dia, sínfiḋ misi fós mo lám amach ar Edom, agus ġéarrfa mé aiste amach idir duine, agus beaṫach, agus do ḋéana mé áonránach í ó Théman, agus tuitfid leis an cclaiḋeam go Dédan.

14. Agus cuirfidh mé mo dhioġaltas ar Edom lé láim mo pobail Israel, agus do ḋéanuid siad ar Edom do réir mfeirge si, agus do réir mo ċuṫaiġ agus biáiḋ fios mo dhioġaltais aca, a deir an Tighearna Dia.

15. Is marso a deir an Tiġerna Dia, do briġ go ndéarnadar na Philistinig dioġaltas, agus gur dioġladar maille ré croiḋe aingiḋe, dá sgrios maille re fuáṫ síoṫḃuan:

16. Uimesin is marso a deir an Tiġerna Dia, féuch sínfiḋ mé mo lám amaċ ar na Philistiniḃ, agus gerrfa mé na Cheretimiġ, agus sgriosfa mé fuiġioll ċuáin na fairge.

17. Agus do ḋéana mé dioġaltas mór orra maille ré iomaiṫbeartuiḃ cuṫaiġ, agus aiṫeonuid gur misi an Tiġerna, an tan leigfeas mé mo dhioġail orra.

## CAIB. 26.

Agus tárla ansa náomhadh bliadhain déug, an chéd lá don mhí, go ttáinic briathar an Tighearna chugamsa, ag rádh,

2. A mhic an duine, do bhrígh go ndubhairt Tírus a nagaidh Ierusalem, aha, atá geata na ndaóine brisde, dfill si chugamsa, lionfuighear misi anois ó fágbhadh áonránach ise.

3. Uime sin is marso a deir an Tighearna Dia, féuch atáimsi ad aghaidh, a Thírus, agus do bhéura mé ar mórán cinedhach teacht súas ad aghaidh, mar do beir an fhairge ar a tonnaibh teacht súas.

4. Agus sgriosfuid siad balladha Thírus, agus brisfid siad a túir: taingeonga mé fós a luaithreadh uaithe, agus do dhéuna mé cosmhuil ré mullach carrge í.

5. Biáidh sí na leathnughadh lion a meadhon na fairge: óir a dubhairt misi é, a deir an Tighearna Dia, agus biáidh sí na hsóail ag na cinedhachaibh.

6. Agus marbhfuighear a hingheana atá ansa machaire leis an cclaidheamh, agus aitheonuid gur misi an Tighearna.

7. Oir is marso a deir an Tighearna Dia, féuch, do bhéura mé ar Thírus Nebuchadnessar Righ na Babiloine, Righ na Riogh, ón tuaisceart maille ré heachaibh, agus ré carbadaibh, agus ré marcshluagh, agus le coimhthionól, agus le mórán daóine.

8. Marbhfuidh sé hinghiona leis an cclaidheamh, agus do dhéuna sé pórt ad aghaidh, agus teilgfidh sé móta ad aghaidh, agus tógfe sé súas an bhracléin ad aghaidh.

9. Suigheochaidh sé bratacha cogaidh a nagaidh do balladh, agus le na thuaghaibh brisfidh sé sios do túir.

10. Do bhrígh iomad a each, foileochaidh a luaithreadh thusa, criothnochaidh do bhalladha lé torman an mharcshluaigh, agus na rothadh, agus na ccarbad, an tan tiucfas sé a steach an do gheataibh, mar thiaghaid daóine a ccathraigh ar a ndéntar briseadh.

11. Lé hingnibh a each sailteoraidh sé sios do shráide uile; marbhfidh sé do dhaóine leis an cclaidhiomh, agus rachaid do ghairisúin láidre sios go talamh.

12. Agus do dhéunaid sóail dot shaidhbhrios, agus do dhéunaid creach dot cheannuigheacht, agus brisfid siad sios do balladha, agus sgriosfuid siad do tighthe breaghdha, agus leagfaid siad do chlocha, agus hadhmad, agus do luaithreadh a lár a nuisge.

13. Agus * do bhéura misi ar fuáim habhrán cosg, agus ni cluinfighear fuáim do chláirseach ni sa mhó. † Isa. 24. 8. Jer. 7. 34. & 16. 9.

14. Agus do dhéna mé thú cosmhuil ré mullach carrge; biáidh tú ad áit lion do leathnughadh air: ni cumfighear súas ni sa mhó thú: óir is misi an Tighearna do labhair é, a deir an Tighearna Dia.

15. Is marso a deir an Tighearna Dia ré Tírus, nach ccriothnochaid na hoileáin lé torman do thuitme, an tan éighfid na crechtaigh, a nuáir do dhéuntar an tár ann do lár?

16. Ansin tiucfaid uile prionnsadha na fairge a nuas as a ccathaóiribh, agus cuirfid a róbadha dhiobh, agus cuirfid diobh a cculadha bróidinelta: éideochaid siad iad féin lé crithaibh, suidhfid ar an ttalamh, agus béid ar crioth lé gach áon móment, agus biáidh úathbhás orra dot tháobhsa.

17. Agus tógfid súas * golgháir ar do shonsa, agus a déaraid riot, cionnus atá tú sgriosta do bhí áitreabhta lé luchd na fairge, an chathair iomráidhteach do bhí láidir san bhfairge, í féin agus a háitreabhthaigh, noch do chuir a neagla ar a nuile dhuine dár taithigh í? † Taish. 18. 9

18. Anois criothnochuid na hoiléain
a ló do leagthasa, agus na hoiléain
atá ⁊ an bhfairrge béid buáidheartha fád
imtheachtsa.
19. Oir is marso a deir an Ti-
ghearna Dia, an tan do dhéana misi ca-
thair uáighneach diotsa, cosmhuil ris na
caithreachaibh ann nach bhfuil áitreabhadh,
an tan do bhéara mé an taigéun
súas ort, agus foileochuid uisgeadha
móra thú;
20. An tan do bhéara mé síos
thú maille ris an ndroing théid san
log, lé daóinibh na sendaimsire, agus
suidheochas mé thú a náitib íochtaracha
na talmhan, a náitib uáigneacha ó a
nallod, maille ris an ndruing théid
síos san poll, ionnus nach biáidh tú
áitreabhtha, agus suidheochas mé glóir
a ttír na mbeó:
21. Do dhéana mé úathbhás diot,
agus ni biáidh tú ann ni sa mhó: biodh
go niarrfuighear thú, gidheadh ni bhfuigh-
thear a rís choidhche thú, a deir an Ti-
ghearna Dia.

## Caib. 27.

Tháinic briathar an Tighearna
chugam a rís, ag rádh,
2. Anois tusa a mhic
an duine, tóig súas gol-
gháir ar son Tírus;
3. Agus abair ré Tírus; thusa
atá suighighthe a ndul a stech na
fairrge, noch atá ad cheannuighe an pobuil
do mhórán oiléun, is marso a deir
an Tighearna Dia, a Thírus a du-
bhairt tusa, atáim ro sgiamhach.
4. Atáid himil a lár na fairrge,
do iomlánadar do shaóir do sgiamh.
5. Do rinnedar huile chlára do chrann-
aibh giumhuis Senir: thugadar Cedair
ó Lebanon do dhéanamh crann seóil duit.
6. Do rinnedar do rámhadh do dhairibh
Basan: do rinne cuideachta na Na-
surithech do thrombháin dibhorn as oilen-
aibh Chittim.
7. Do budh línéadach mín maille ré
hobair bhróidnéireachta ó Négipt do
leathnuigh tú amach do bheith na sheól
agad; an ni dfoluigh thú ba gorm a-
gus dearg é ó oiléanaibh Elisah.
8. Dob iad áitreabhthaigh Sidon, agus
Arbad do mháirneulaigh, dob iad do
dhaóine críonna do bhí ionnad a Thírus,
do loingseoiridhe.
9. Dob iad sinnsir Ghebal, agus
a daoine glioca do bhí ionnad, lucht
do neartuighthe, do bhádar loingios na
fairrge uile maille re na máirneulachaibh
ionnad do dhénamh do cheannuigheachta.
10. Dob iad muinntir na Persia, a-
gus Lud, agus Phut, ann do shluagh,
do lucht cogaidh: do chrochaidis an
sgiath agus an chinbheart ionnad, do
chuiredis do bhreághacht ós áird.
11. Do bhí fir Arbad maille red
shlúaghsa ⁊ do balladhaibh timcheioll fa
ccuáirt, agus do chrochaidis a sciath
⁊ do balladhaibhbh timcheioll fa ccuáirt,
do rinnedar do sciamh iomlán.
12. Do bhí Tarsis do cheannuighe, do
bhrígh iomadamhlachta a nuile shórt saidh-
bhrios maille re hairgiod, iarann, stán,
agus luáidhe do iomlataidis ann háon-
aighibh.
13. Dob iad do cheannuighthe Iaban, Tu-
bal, agus Meshech; do reacaidis pear-
sanna daóine, agus soightighe práis
⁊ do mhargaidhibh.
14. Do mhalartaidis muintir Tho-
garmah ann háonaighibh lé heachaibh, agus
lé marcshlúagh, agus lé muil-
idhibh.
15. Do bhádar fir Dédan na cceann-
uighibh agad, do bhí mórán oilean na
cceannuigheadh fád láimh: do beirdis chu-
gad mar bhronnta adharca ibhoirn agus
ebeni.
16. Do bhí Siria do cheannuighe do
bhrígh iomad oibreadh dot dhénamhsa; do
ghnáthuighedis ann do mhargadhaibh
lé

lé hemeraldaibh, purpur, agus obair bhróidnéireachta, agus línéadach bhreághdha agus croibhel agus ágat.

17. Dob iad do cheannuighthe Iúdah, agus tír Israel: do reacaidís ar do mhargadh cruithneacht Mhinit, agus Pannag, agus mil, agus ola, agus íce.

18. Do bhí Damascus na ceannuighe agad a niomad na nearradh do nitheá, do bhrigh iomadamhlacht do nuile shaidhbhrios: a bhfíon Helbon, agus olann báin.

19. Do bhí Dan fós agus Iabán ag teacht agus ag imtheacht, ghnáthuigheach an hadhnuighibh: do bhí iarann loinnreach, casia agus calamus an do mhargadh.

20. Do bhí Dedan na cheannuighe agad ra éudaighibh mórluáighe chum carbad.

21. Do mhalartuigheadar Arábia agus uile phrionnsuidhe Cedar leat a nuanaibh, agus a reithighibh agus a ngabhraibh: ionnta so do bhádar do cheannuighthe.

22. Do bhádar ceannuighthe Shébah, agus Ramah na cceannuighibh agad: do mhargaladar an hadhnuighibh maille ré togha na nuile spiosradh agus maille ris a nuile chloich mhórluáich agus ré hór.

23. Dob iad do cheannuighteoiri Haran, agus Canneh, agus Eden, ceannuighe Shébah, Asur, agus Chilmad.

24. Dob iadso do cheannuighthe an gach uile shórt a néadach gorm, agus a nobair bhróidnéireachta, agus a ccófraibh éudaigh ccosturach, ar na ccengal lé córdaibh agus déanta do Cedar a measc do cheannuigheachta.

25. Do chanadar longa Tharsis dot tháobhsa an do mhargadh, agus do líonadh tú, agus do rinneadh ro ghlórmhar tú a meadhon na bhfairrgeadh.

26. Thugadar do rámhuighthe tú ann sna huisgeadhaibh móra: do bhrisiodar gáotha a noirthir tú a lár na fairrge.

27. Tuitfidh do *shaidhbhrios, agus hadhnuighe, do cheannuigheacht, do mhairneulaigh 7 do loingseóiridhe, agus lucht do neartuighthe, agus lucht cleachta do cheannuigheachta, agus huile lucht cogaidh atá ionad, agus an do chomhluadar uile, noch atá an do lár, a meadhón na fairrge aló do sgriosta.

28. Crioth nochuidh do bhailte amuigh lé fuáim chomhairc do mháirnealach.

29. Agus tiocfaidh a nuile bhuidhne ghlacus na rámhaidh, na máirneulaigh, agus uile loingseóiridhe na fairge, a nuas as a longaibh, seasfaidh siad ar an ttalamh.

30. Agus cluinfidhear a nguth ad aghaidhsi, agus comhéighfid go géur, agus teilgfid súas luáithreadh ar a cceannaibh, unfartuid iad féin ann sa luáithreadh.

31. Agus do dhéanuid siad iad féin uile máol ar do shonsa, agus crioslochuid iad féin a saicéadach, agus guilfid ar do shon maille re doilghios croidhe, agus lé nuallghuba searbha.

32. Agus iona nuallghuba tóigfid golgháir súas ar do shonsa, 7 cáoidhfid ós do chionn, ag rádh, cia bhí cosmhuil re Tirus ar na sgrios marso a lár na fairge.

33. An tan do chuadar hearradha amach as na fairgibh do líon tú mórán pobal, do shaidhbhriosuidh tú Righthe na talman le hiomad do shaidhbhris, agus do cheannuigheachta.

34. Ann sa nam a mbia tú briste leis na fairgibh a ndoimhne na nuisgeadh, tuitfid do cheannuigheacht, agus do chuideachta uile ann do lár.

35. Biaidh uile áitreabhtacha na noiléun anbuáineach iomadsa, agus biáidh a Righthe ro eaglach, béid siad buáidheartha iona ngnúisibh.

36. Biáid na ceannuighthe a measc an pobail ag fonomhad fút, biáidh tú ad úathbhás, agus ní biáidh tú ann choidhche ní sa mó.

## CAIB. 28.

THáinic briathar an Tighearna chugam a rís, ag rádh,

2. A mhic an duine abair ré prionnsa Thírus, is marso a deir an Tighearna Dia; do brígh gur tógbhadh suas do chroidhe, agus go ndubhairt tú, is Dia misi, suighim a nionad Dé a lár na bfairrgeadh: gidheadh is duine tú, agus ni Dia, gidh go suighionn tú do chroidhe amhail croidhe Dé.

* Isa. 31. 13.

3. Féuch, is glioca tú ná Daniel: ni bhfuil secréid fholuighthe do cheilt ort.

4. Led ghliocus, agus led thuigsin fuair tú do shaidhbhrios, agus fuair tú ór agus airgiod a ttionnmhusaibh.

5. Led eagna móir, agus led cheannuigheacht do mhéaduigh tú do shaidhbhrios, agus atá do chroidhe ar na tógbháil suas do bhrígh do shaidhbhriosa.

6. Uime sin is marso a deir an Tighearna Dia, do bhrígh gur shuidhigh tú do chroidhe mar chroidhe Dé;

7. Féuch, ar a nadhbharsin, do bhéara misi coimhthighidh ort, an drong is uathbhásaighe do na cinedhachaibh, agus tairrneongaid an cloidheamh a nagaidh sgéimhe do ghliocuis, agus saileochaid siad do shoillsiughadh.

8. Do bhéaraid siad síos chum na huáighe tú, agus éugfa tú bás na ndaoine atá marbh a lár na bfairrgeadh.

9. A naibeóra tú fós a lathair an té mharbhus tú, is mé Dia? acht biáidh tú ad dhuine, agus ni Dia ar bith tú a láimh an té mharbhus tú.

10. Eugfa tú bás na neimhthimcheillgheárrtha lé láimh an choimhthighidh: óir do labhair misi é, a deir an Tighearna Dia.

11. Tuilleadh fós, táinic briathar an Tighearna chugamsa, ag rádh,

12. A mhic an duine tóig suas golghair ar Righ Thírus, agus abair ris, is marso a deir an Tighearna Dia, sceluighe tú suas an tiomlán, lán do ghliocus, agus iomlán a sgéimh.

13. Do bhí tú an Eden gáirdin Dé, budh é thfolach gach uile cloch mhórluáigh, an sardius, an topas, agus an diamond, an beril, an tonix, agus an iasper, an saphir, a nemerald, agus an carbuncail, agus an tór: do gléasadh ceardacht do thiompán agus do phiob ionnad, ann sa lá ar cruthuigheadh tú.

14. Is tú an Cherub ungtha folchas; agus do shuidhigh misi marsin tú; do bhí tú ar shliabh naomhtha Dé, do shiubhail tú a meadhon na lec tteineadh.

15. Do bhí tú iomlán ann do shlighthibh ón ló far cruthaigheadh tú nó gur frith éigceart ionnad.

16. Massaille le hiomad do cheannuigheachta do líonadar do lár lé foiréigion, agus do pheacaigh tú: uime sin teilgfidh misi tú amhail neimhdhiadha amach as sliabh Dé: agus sgriosfa mé tú a Cherub folaigh, ó lár na lec tteineadh.

17. Do tógbhadh suas do chroidhe do bhrígh do sgéimhe, do thruailligh tú heagna do bhrígh do shoillsighthe, teilgfidh misi chum talmhan tú a bfiadhnuise Riogh, chor go bféucfaid ort.

18. Do shalaigh tú do shanctóir lé hiomadamhlacht heigceirt, lé héigceart do cheannuigheachta: uime sin do bhéara misi teine amach as do lár, loisgfidh sí tú, agus do bhéara mé ad luaithreadh tú chum na talmhan a radharc a nuile duine do chí tú.

19. Biáidh uathbhás aig a nuile duine dá naithnighionn tú a measc na ndaoine ionnad; biáidh tú ad uamhan, ni mó biás tú ann go brath ni sa mó.

20. A rís táinic briathar an Tighearna chugam, ag rádh,

21. A mhic an duine, cuir haghaidh a naghaidh Sidon, agus tairrngir na haghaidh,

22. Agus abair, is marso a deir an Tighearna Dia, féuch a táimse ad aghaidhsi, a Shidon, agus biáidh mé ar mo

mo ġlóruġaḋ aṁ do lár: agus aiṫeonuiḋ gur mé an Tiġerna, an tan ḃéruis mé breṫa iṅte, agus bias mé ar mo naomuġaḋ iṅte.

23. Oir cuirfe mé pláiġ inte, agus fuil iona sráidiḃ, agus ḃérṫar breiṫeṁnus ar an ccréċtaċ iona lár leis an cclaiḋeaṁ ṫuire ar gaċ aon taoiḃ, agus aiṫeonuiḋ gur misi an Tiġerna.

24. Agus ni bia dreas deilgne aṁ ni sa mó do ṫiġ Israel, nó dosán ar biṫ gortuiġṫeċ do na huile ḋaoinib na ttimchioll tharcuisnighios iad, agus biaiḋ a ḟios aca gur misi an Tiġerna Dia.

25. Is marso a deir an Tiġerna Dia, an tan ċruinneoċus mé tiġ Israel as na daoinib a measc a bfuilid sreṫnuiġṫe, agus bias mé ar mo naomaḋ ionnta a radharc na ngeinteḋ, ansin áitreoḃuid siad iona nduṫaiġ ṫug mé dom ṡeirḃíseach Iacob.

26. Agus do ḋéanuid siad comhnuiḋhe daingion inte, agus do ḋéanuid tiġṫe, agus plainndeoċuid gárrada fíneamhna: as eḋ fós áiṫeoċuid maille ré dánacht, an tan bhéarus misi breiṫeṁnus orrṫa san tarcuisnighios iad fa ccuáirt na ttimċioll, agus aiṫeonuid gur misi an Tiġerna a nDia.

## Caib. 29.


Ansa a deċmaḋ bliaḋain, ansa deċmaḋ mí, an dara lá déug don mí, táinic briaṫar an Tiġerna ċugamsa, ag ráḋ,

2. A mic an duine, suiġiḋ haġaiḋ a naġaiḋ Pharao Riġ na hÉgipte, agus tairngir na aġaiḋsion agus a naġaiḋ na hÉgipte uile.

3. Labair agus abair, is marso a deir an Tiġerna Dia, féuċ, atáimsi ad aġaiḋh, a Pharao, a Riġ na hÉgipte, an* draguṅ mór luiġios a lár a aibneḋ, noch a duḃairt, is liom féin mo ṡruth, agus do riṅe mé dhamh féin é. *Ps. 74. 13, 14. Isa. 27. 1. & 51. 9.

4. Acht cuirfe misi dubáin aṁ do ġiallaiḃ, agus do ḃéara mé ar iasc haibneḋ seasaṁ ar do lannuiḃ, agus do ḃéara mé a nios tú as lár haibneḋ, agus greamoċuid uile iasc haibneḋ dot lannuiḃ.

5. Agus fáguiḃfe mé tú aṁ sa bfásach, tú féin agus uile iasc haibneḋh: tuitfiḋ tú air na machairiḃ loma, ni ṫiubarṫar a ccionn a ċéile, agus ni cruinneoċṫar tú: ṫug mé tú mar biadh do beaṫaċaiḃ an macaire, agus déunlaiṫ neiṁe.

6. Agus aiṫeonuid uile áitreaḃṫuiġ na hÉgipte gur misi an Tiġerna, do ḃríġ go rabadar na * maide giolcuiḋe do ṫiġ Israel. † 2Riogh. 18. 21. Isa. 36. 6.

7. A nuair rugadar greim orsa ar láiṁ, do ḃris tú, agus do réub tú a nguala uile, agus an tan do luiġedar ort, do ḃris tú, agus ṫug tú ar a leasracuiḃ uile seasaṁ.

8. Uime sin is marso a deir an Tiġerna Dia, féuch, do ḃéara misi cloiḋioṁ ort, agus gearrfa mé amaċ idir duine agus beaṫaċ asad.

9. Agus biaiḋ crioċ na hÉgipte áonaránaċ agus bán, agus aiṫeonuid gur misi an Tiġerna; do ḃríġ go nduḃairt sé, is liomsa a nabuinn, agus is mé do riṅe í.

10. Féuċ uime sin, atáimsi ad aġaiḋ si, agus a naġaiḋ do ṡrota, agus do ḋéana mé talaṁ na hÉgipte ṫríd amaċ na fásach, agus uaigneċ ó ṫor Siene go himiol na hEtiópia.

11. Ni ġéaba cos duine ar biṫ ṫríd, ni mó racus cos beaṫuiḋ ṫríd, ni mó bias áitreaḃṫa go ceann ċeaṫraċad bliaḋan.

12. Agus do ḋéana mé talaṁ na hÉgipte uaigneach a lár na ttiortan atá fássolaṁ, agus a ccaiṫreaċa a measc na ccaiṫreach atá na bfásach beid áonaránaċ ceaṫraċad bliaḋan: agus craobsgaoilfiḋ mé na hÉgiptigh

giptigh a measc na cciniḋeaċ, agus sgabfa mé iad ṫrid na tíorṫaiḃ.

13. Thagus sin is marso a deir an Tiġearna Dia, a ccionn ċeaṫraċad bliadan cruinneoċa mé na Hégiptiġ ón bpobal ann ar sgaoileaḋ mé iad.

14. Agus do ḃéara mé liom a rís braiġdionas na Hégipte, agus do ḃéara mé orra filleaḋ go fearann Patros, go dúṫaiġ a náitreiḃe, agus biáiḋ ann sin na rioġaċt ísiol.

15. A sí bus ísiole do na rioġaċtaiḃ, ni mó árdeoċus sí í féin ni sa mó ós cionn na cciniḋeaċ: óir laiġdeoċa misi iad, ionnus naċ riaġloċaid ni sa mó ós cionn na gciniḋeaċ.

16. Agus ni biáiḋ ní sa mó na dóċċus ag tiġ Israel, noċ do ḃeir a néigceart ċum cuimne, an tan féuċfaid iona noiaiġ: aċt aiṫeonaid gur misi an Tiġearna.

17. Agus tárla annsa seaċtmaḋ bliaḋain fiċċiod annsa ċéidmí, an ċéad lá don mí, go ttáinic briaṫar an Tiġearna ċugamsa, ag ráḋh,

18. A mic an duine, tug Nebuchadnessar Rig na Babilóine ⁊ a ṡlúaġ seirḃís mór do ḋéanam a naġaiḋ Tirus: do rinneaḋ a nuile ceann maol, agus do lomaḋ gaċ uile ġuala: giḋheaḋh ni ḃfuáir sé túarustal ar biṫ nó a ṡluaġ ar son Tirus, ar son na seirḃíse do rinne sé na naġaidh.

19. Uime sin is marso a deir an Tiġearna Dia, féuch do ḃéara misi crioch na Hégipte do Nebuċadnessar Righ na Babilóine, agus géabaiḋ sé a hiomaid, agus géabaiḋ sé a hédáil, agus glacfa sé a crech, agus biáiḋ sin na túarastal a gá ṡluaġ.

20. Thug mé dó crioch na Hégipte ar son a ṡaoṫair ler oibriġ sé na haġaiḋ, do briġ gur oibriġeadar ar mo sonsa, a deir an Tiġearna Dia.

21. Annsa ló sin do ḃéara mé ⁊ adharc tiġe Israel sceinneaḋ amaċ, agus do ḃéara mé ḋuitsi oscla, an ḃéil ann a lár, agus aiṫeonaid gur misi an Tiġearna.

## CAIB. 30.

THáinic briaṫar an Tiġearna ċugam a rís, ag ráḋ,

2. A mic an duine tairngir agus abair, is marso a deir an Tiġearna Dia, nuallaiġiḋ, a maiġ don lá.

3. Óir is fogus an lá, eadhon atá lá an Tiġearna a ccomhfogus, lá néullach, biaiḋ sin uáir na ngeinteaḋ.

4. Agus tiucfaiḋ an cloiḋeamh ⁊ a Negipt, agus biáiḋ pian mór san Netiopia, an tan ṫuitfid na marḃ san Negipt, agus béruid léo a hiomadamlaċt, agus brisfiġear sios a bunáite.

5. Agus tuitfiḋ a Neticpia, agus Libia, agus Lidia, agus an pobal cumaisce uile, agus Chub agus daóine tíre an ċunnarta, léo san leis an ccloiḋiom.

6. Is marso a deir an Tiġearna Dia, tuitfiḋ fós an drong ċongḃus súas an Négipt, tiucfaiḋ uabar a cumaċt a nuas: tuitfiḋ siad inte leis an ccloiḋeam ó ṫor Siene, a deir an Tiġearna Dia.

7. Agus béiḋ siad áonnánaċ a lár na ttiortann atá uáigneaċ, agus biáiḋ a caitreaċa a meḋhon na ccaitreaċ atá na bfásaċ.

8. Agus aiṫeonaid gur misi an Tiġearna, an tan ċuirfios mé teine san Négipt, agus a nuáir sgriosfuiġear a huile luċt cuidiġṫe.

9. Annsa ló sin raċaid teaċta uáimsi amaċ a longaiḃ, do ċur egla ⁊ na Hetiópiḃ, agus tiucfa pian mór orrṫa, amail a ló na Hégipte: óir féuch sé társe ag teaċt.

10. Is marso a deir an Tiġearna Dia, do ḃéara mé ⁊ iomadamlas na Hégipte cosg le láim Nebuċadnessar Rig na Babilóine.

11. E féin agus a ḋaóine maille ris, béaraṫar an drong is úaṫbársaiġe do na ciniḋeaċaiḃ do sgrios na tíre: agus tairr-

tarreongaid a ccloidhmhe a naghaidh na hÉgipte, agus líonfuid an talamh do mharbhuibh.

12. Agus do dhéana misi a naibhne tirim, agus reacfad an fearann a láimh na cciontach, agus do dhéana mé an tír na fásach, agus gach a bhfuil ann lé láimh na ccoimhthigheach; misi an Tighearna do labhair é.

13. Is marso a deir an Tighearna Dia, * scriosfa mé fós na híodhail,
Zach. 13. 2. agus do bhéara mé ar a níomháighibh cosg amach as Noph; agus ni bhiáidh fearda prionnsa ar talamh na hÉgipte, agus cuirfidh mé eagla a ccrích na hÉgipte.

14. Agus do dhéana mé Pathros uáigneach, agus cuirfe mé teine ann Soan, agus do bhéara mé breatha ann No.

15. Agus dóirtfidh mé mo dhioghaltas ar Sin, neart na hÉgipte, agus géarrfa mé amach iomadamhlacht No.

16. Agus cuirfe mé teine san Négipt, do ghéabha Sin pian mór, agus sgaóilfighear No ó chéile, agus biáidh donus ar Noph go laethemhuil.

17. Tuitfid daóine óga Aben agus Phibeset leis an ccloidheamh: agus rachfuid na caithreacha so a mbraighdionas.

18. Dorchóchtar fós an lá ann Tehaphnehes, an tan bhrisfios mé annsin cuinghealach na hÉgipte, agus stadfas poimp a neirt innte: ar a sonsa, foilleocha néull í, agus rachfuid a hinghena a mbraighdionas.

19. Marso do dhéana mé breitheamhnus ann sa Négipt, agus aitheonuid gur mé an Tighearna.

20. Agus tárla san náonmhadh bliadhain déag, ann sa chéid mhí, ann sa seachtmhadh lá don mhí, go ttáinic focal an Tighearna chugam, ag rádh.

21. A mhic an duine, do bhris mé lámh Pháraó Righ na hÉgipte; agus féuch, ni ceangoltar suas i dá leighios, do chur cheirsa uime dá ceangal, dá dhéanamh láidir, do chongmháil an chloidhimh.

22. Uimesin is marso a deir an Tighearna Dia, féuch, atáim a naghaidh Pháraó Righ na hÉgipte, agus brisfidh mé a righteach, noch do bhí láidir, agus do brisedh; agus do bhéara mé ar an ccloidheamh tuitim as a láimh.

23. Agus scaóilfidh mé na hÉgiptigh a measc na ccineadhach, agus craobhscaóilfidh mé iad ar fead na ttiorthann.

24. Agus neirteocha mé láma Righ na Babilóine, agus cuirfe mé mo chloidhiomh iona láimhsion: acht brisfidh mé righteach Pháraó, agus do dhéanuidh sé osnadh da lathair lé hosnadhuibh marbhthuigh duine chneadhuigh.

35. Acht neirteocha mé righteach Righ na Babilóine, agus tuitfid láma Pháraó sios; agus aitheonuid gur misi an Tighearna, an tan chuirfios mé mo chloidheamh a láimh Righ na Babilóine, agus sinfidh sé amach é ar chrích na hÉgipte.

26. Agus diothsgaóilfidh mé na hÉgiptigh a measc na ccineadhach, agus scabfa mé iad a measc na ttiorthann, agus aitheonuid gur mé an Tighearna.

---

## CAIB. 31.


Gus tárla san náonmhadh bliadhain déag, ann sa treas mí, an chéad lá don mhí, go ttáinic focal an Tighearna chugamsa, ag rádh,

2. A mhic an duine, labhair ré Pháraó Righ na hÉgipte, agus ré na iomadamhlacht, cia ré an cosmhuil thusa ann do mhórdhacht?

3. Féuch, do bhí an Tassiriánach na Cedar ann Lebanon maille ré áirde mhóir, agus do bhí a bharr a measc na mbeangán ttiugh.

4. Do ríneadar na huisgeadha mór é,

doil

doil an taisgin súas go hárd é tré
na srothuibh ag rioth timcioll a plan-
daó, agus do chuir a haibhne beaga
amach chum na nuile chrann anns ma-
ghe.

5. Uime sin do hárduigheadh a áirde
ós cionn uile chrann an magha, agus do
líonadar a bheangáin, agus dfásadar
a ghéaga go fada, do bhrígh iomaid
na nuisgeadh, an tan do chuir sé a-
mach iad.

† Dan. 4. 6. Do nedadar uile * éunlaith
neimhe iona ghéaguibh, agus faói na
chraobhuibh rug uile bheathuigh an machaire
a nóga, agus faói na scáile dáit-
reabhadar na huile chineadhacha móra.

7. Mar so do bhí sé breágha iona
mhórdhacht, a bhfad a bheangán: óir do
bhí a fréamh láimh ré huisgeadhuibh móra.

8. Níor fhéadadar na * Ceodair a
† Gen. 2. ngáirdín Dé a cheilt, níor chosmhuil
na crainn giumhuis lé na ghéaguibh, níor
chosmhuil crainn na ccastainig le na
bheangánuibh, níor chosmhuil crann ar bioth
a ngáirdín Dé leis iona sgéimh.

9. Do rinne mise breágha é lé hio-
mad a ghéag, ionnus gur thnúthuighea-
dar uile chrainn Eden dá raibh a ngáir-
dín Dé ris.

10. Uime sin is mar so a deir an
Tighearna Dia, do bhrígh gur tóig tú
súas tú féin a náirde, agus gur
chuir sé súas a mhullach a measg na
ngéug dtiugh, agus gur tóig a
chroidhe súas ann a áirde;

11. Do sheachuid mise uime sin é a
láimh a naóin chumhachtaig na ngein-
teadh: go deimhin do dhéana sé ris mar
do thuill sé, do dhíbir mé amach é ar
son a chionta.

12. Agus coimhthighid, an drong
is úathbhásuighe do na cineadhachaibh, do
ghearradar amach é, 7 dfágbhadar é:
anns na sléibhtibh, 7 anns na huile gleann-
taibh, do thuitiodar a bheangáin, agus
do briseadh a chráobha lé huile sro-
thaibh na tíre, agus dimthigheadar uile
dhaóine na talman síos ó na scáile,
agus dfágbhadar é.

13. Aitreóbhuid uile éunlaith neimhe
air a scrios, agus biáid uile beath-
uighe an mhagha air a bheangánuibh.

14. Ionnus nach áirdeochaidh crann
ar bioth do chrannuibh na nuisgeadh
iad féin ar son a náirde, nach mó do
theilgfeidis súas a mullach a measc
na mbeangán ttiugh, nach mó seas-
fuidis a ccrainn súas iona náirde, gach
a nibhionn uisge: óir do sheachadadh
uile chum báis iad do ranaibh íochtar
na talman, a lár chloinne na ndaóine,
maille ris an ndroing théid síos anns a
log.

15. Is mar so a deir an Tighear-
na Dia, tug mé golgháir anns ló a
ndeachuidh sé síos anns nuáig, dfolcuig
mé an taigéun dósan, agus do
thoirmisc mé a thuilte, agus do sto-
padh na huisgeadha móra, agus tug
mé air Lebanon cumha do dhéanamh ar a
son, agus do anbhfainnigheadar uile chrainn
an magha tríd. & 17.

16. Thug mé air na cineadhachaibh
crioth lé fuaim a leagtha, an tan do
theilg mé síos é go hifrionn maille
ris an luchd théid síos anns poll:
agus comhfurtachtfuighear uile chrainn
Eden, togha agus rogha Lebanon,
gach a nibhionn uisge a ranaibh íochtar
na talman.

17. Do chúadar síos mar an ccéad-
na go hifrionn maille ris an ndroing
atá marbh leis an cclaidheamh, agus a
rígh, agus do rinneadar comhnuidhe
fana dhíon a meadhón na ccineadhach.

18. Cia ré ar cosmhuil thusa mar-
so a nglóir, agus a mórdhacht a
measc chrann Eden? gidheadh do bhéartar
síos tú maille ré crannuibh Eden go
háitibh íochtaracha na talman: luighfidh
tú a meadhón na neimhthimcillghearrtha a
bfochair an luchta marbhtar leis an
cclaidheamh: is é so Pháraó, 7 a uile
iomadamhlacht, a deir an Tighearna Dia.

Isa. 30. Jer. 2. 31 3. 15. Mat. 24. 29.

caib.

## CAIB. 32.

AGus tárla aṅsa dara blia-
ḋain déḋg, aṅsa dara mi
déḋg, an ċéd lá don ṁhi,
go ttáinic briaṫar an Ti-
ġerna ċugam, ag rádh,
2. A ṁic an duine, tóig suas núall-
guba ar son Pharao Riġ na Hé-
gipte, agus abair ris, is cosṁuil
tú ré leoṁan óg do na cineaḋaċaiḃ,
agus atá tú mar ṁiol ṁór aṅsna
fairgiḃ: agus táinic tú amach led
sroṫaiḃ, agus do buáiḋir tú na
huisgeaḋa led ċosaiḃ, agus do salaiġ
tú a naibne.
3. Is marso a deir an Tiġerna:
*Col.12.13. & 17.20. * leaṫnoċa misi amach ar a nuḋbair-
sin mo lion ós do ċionn lé comluadar
mórain daoine, agus do ḃéaraiḋ a
nios ann mo lion tú.
4. Aṅsin fáigfiḋ mé ar an ttalaṁ
tú, teilgfiḋ mé amaċ aṅsa macaire
osgailte tú, agus do ḃéara mé ar
uile éunaiḃ neiṁe coṁnuiḋe do ḋéanaṁ
ort, ⁊ lionfa mé beaṫaiġe na talṁan
uile ḋiot.
5. Agus leagfa mé ṫfeóil ar na
sléibtiḃ, agus lionfa mé na gleanta
led áirde.
6. Fliuċfa mé fós led fuil an
talaṁ iona snáiḋionn tú, nó go raib-
iḋ na sléibte agus na gleanta lion-
ta ḋiot.
7. Agus an tan ċuirfios mé tu-
*Isa.30.10. Joel.2.31 & 3.15. Mat.24.29. sa* amach, foileoċa mé flaiṫeaṁnus,
agus do ḋéana mé a réulta dorċa:
foileoċa mé an ġrian lé néull, agus
ni ṫiubraiḋ an ġealach a solas uaiṫe.
8. Do ḋéana mé uile solus loinnreaċ
neiṁe dorċa ós do ċionn, agus cuir-
fiḋ mé dorċadus ar an ttalaṁ, a deir
an Tiġerna.
9. Broisteoċa mé marsin croiḋṫe
mórain daoine, an tan do ḃéara mé
haiḋmilleaḋsa a measc na ccineaḋach
aṅsna tiortaiḃ nar ḃaiṫniḋ duit.
10. Asseḋ, do ḋéana mé mórán daoine
iongantach dot ṫáob, agus béid a
Riġṫe eaglach go hiomarcach ar do
sonsa, an tan ḃeiṫfroċus mé mo ċloiḋioṁ
da laṫaiḃ, agus criotnoċuiḋ uile a mói-
ment gaċ duine ar son a ḃeaṫa féin, a
ló do leaġaḋsa.
11. Oir is marso a deir an Ti-
ġerna Dia, tiucfa cloiḋeaṁ Riġ na
Babilóine ort.
12. Lé cloiḋṁtiḃ na ccuṁachtach
do ḃéara mé ar do ṡluaġaiḃ tuitim, leis
an ndroing is uaṫbásaiḋe do na cin-
eaḋaċaiḃ uile; agus millfiḋ siad poimp
na Hégipte, sgriosfuiġear a huile hio-
madaṁlaċt.
13. Sgriosfa mé fós a uile ḃea-
ṫach ó ṫáobuiḃ na nuisgeaḋ mór, ni mó
ċuirfios cos duine buaiḋreaḋ orra ni
is mó, nó ingna beaṫach buáiḋreaḋ orra.
14. Aṅsin do ḋéana mé a nuisgeaḋa
doṁuin, agus do ḃéara mé ar a naibniḃ
riot aṁuil ola, a deir an Tiġerna
Dia.
15. An tan do ḋéana mé crioch na
Hégipte na fásach, agus biaṫ an
tir uáigneach, an ni dá raiḃ sé lionta,
an tan buáilfios misi gaċ a náitreaḃ-
ann inte, aiṫeonuiḋ gur misi an Ti-
ġerna.
16. Así so an cuma lé ccaóinfiḋ
i, caóinfiḋ ingeana na ccineaḋaċ i, caóiḋ-
fiḋ siad ar a son, eadhon ar son na Hé-
gipte, agus ar son a sluaġ uile, a
deir an Tiġerna Dia.
17. Tárla mar an ccéadna aṅsa
dara bliaḋain déug, an cúigeaḋ lá
déḋg don ṁi, go ttáinic focal an Ti-
ġerna ċugam, ag ráḋ,
18. A ṁic an duine, gearáin ar son
iomaid sluáiġ na Hégipte, agus teilg
sios iad, i féin agus ingeana na
ccrioch iomráiḋteaċ go háitiḃ imioċtar
na talṁan leis an luċt téid sios
aṅsa poll.
19. Cia sáruiġios tusa a sgéim?
imṫiġ sios, agus luiġ a bfoċair na
neiṁṫimċillgearrṫa.
20. Tuitfiḋ siad alár na ndruinge
atá marḃ leis an ccloiḋeaṁ, do sgá-

ḋaḋ don ċloiḋeṁ i féin agus a hio-
madamlacht uile.
21. Laibheoraiḋ an ḋuine láidir a
measc na ccumaċtach ris amach as
lár ifrinn maille ris an ndruing ċuidiġios
leis: do ċuadar sios, luiġid siad
neimṫimċillġearrṫa ar na marbaḋ ris
an ccloiḋeaṁ.
22. Atá Asur annsin, agus a
comhluadar uile: atáid uáiġe na
ṫimċioll: atáid uile marḃ iar ttui-
tim leis an ccloiḋeaṁ.
23. A bfuilid a nuáiġe ar na
sliasaiġaḋ a ttáobaiḃ an luiġ, agus
a cuideachta fá ccuáirt timċioll a
huáiġe; iad uile ar na marbaḋ, ar
ttuitim leis an ccloiḋeaṁ, noċ ṫug
fa ḋeara anbuáin do ḃeiṫ a ttír na
mbéo.
24. Atá Elam annsin gon a huile
iomadamlaċt timċioll fa ccuáirt a
huáiġe, iad uile ar na marbaḋ, ar
ttuitim leis an ccloiḋeaṁ, noch do
ċuáiḋ sios gan timċillġearraḋh, a
náitiḃ iṁioċtaraċa na talman, noch
ṫug fa ḋeara anbuáin do ḃeiṫ a ttír
na mbéo, ṫáraisin diomċradar a náire
maille ris an luċt ṫéid sios annsa
poll.
25. Do ċóiriġeadar leaba ḋi a
meaḋón na marḃ gon a huile iomadam-
laċt, atáid a huáiġe ⁊ gaċ táoḃ ḋi,
atáid uile gan timċillġearraḋ marḃ
ris an ccloiḋiom: bioḋ gur ċuire-
adar criothnuġaḋ a ttír na mbéo,
giḋeadh fúaradar náire maille ris an
ndruing do ċuáiḋ sios annsa poll;
do cuireaḋ é a lár na muintire atá
marḃ.
26. Atá Meshech annsin, Tubal,
agus a hiomadamlacht uile: atáid
a huáiġe iona timċioll fa ccuáirt,
atáid siad uile gan timċillġearradh
marḃ leis an ccloiḋeaṁ, bioḋ gur
chuireadar a neagla a ttír na
mbéo.
27. Agus ni luiġfid a bfoċair na
ccumachtach do ṫuit don lucht gan
timċillġearradh, noch do chuáiḋ sios
go hifrionn maille re na narmaiḃh co-
gaiḋ: agus do ċuireadar a ccloiḋiṁte
fúi na ccennaiḃ, agus biáiḋ a ccionta
⁊ a ccnámaiḃ, bioḋ gur biaḋ úaman
an ċumasaiġ a ttír na mbéo.
28. Biáiḋ tusa fós brisde a lár
na ndruinge gan timċillġearraḋ, agus
luiġfiḋ tú a bfoċair an luchta atá
marḃ leis an ccloiḋiom.
29. Atá Edom annsin, a Riġ-
gus a prionnsaḋa uile, noch lé neart
atá na luiḋe a bfoċair na ndruinge do
marbaḋ leis an ccloiḋeaṁ: luiḋfid a
bfoċair an luċta atá gan timċillġear-
raḋ, agus a bfoċair na ndruinge ṫéid
sios san log.
30. Atáid annsin uile ṗrionnsadha
an tuáisceirt, agus na Sidónaiġ
uile, noċ do ċuáiḋ sios leis na marḃ-
aiḃ, maille re na neagla fa na ccum-
achtaiḃ, agus luiġid gan timċillġear-
raḋ a bfoċair na ndruinge do marbadh
leis an ccloiḋeaṁ, agus fúaradar
náire maille ris an luċt ṫéid sios
annsa log.
31. Do chifidh Pháraó iad, a-
gus comhfhurtaiġeochthear é ós
cionn a iomadamhlacht uile, eadhon
Pháraó agus a shlúagh uile ar na
marbadh leis an ccloiḋeaṁ, a deir an
Tiġearna Dia.
32. Oir thug misi meagla a
ttír na mbéo, agus cuirfighear ei-
sion a lár na neimhthimchillghear-
rtha maille ris an lucht do mar-
bhadh leis an ccloidheamh, eadhon
Pháraó agus a iomadamlacht uile, a
deir an Tiġearna Dia.

CAIB.

## Caib. 33.

Agus ṫáinic briaṫar an Ti-
ġearna ċugamsa, ag ráḋ,
2. A ṁic an duine, labhair
ré clainn do ḋaoine, agus a-
bair riu, an tan do ḃéara misi an cloi-
ḋeam ar tír, má ġlacaid luċt na tíre
duine dá ttír féin, agus a ċur na ḟear
faire ḋóiḃ.
3. Má ḟéidionn sé an stoc an tan
do ċife sé an cloiḋeam ag teaċt ar an
ttír, ⁊ an pobal do ċur ar a ccoiméad:
4. Annsin gibé ċluinfios guṫ an
stuic, agus naċ ngéaba raḃaḋ, má tig
cloiḋeam, agus a ḃreiṫ leis, biáiḋ a
ḟuil ar a ċeann féin.
5. Do ċúalaiḋ sé guṫ an stuic, a-
gus níor ġaḃ raḃaḋ, biáiḋ a ḟuil air
féin: as an té ġéubas raḃadh, sáor-
faiḋ sé a anum.
6. Aċt má ċí an fear faire an cloi-
ḋeam ag teaċt agus naċ séidfiḋ sé an
stoc, agus naċ ttiubartar raḃaḋ
don ṗobal, má ṫig an cloiḋeam, agus
go mbéara pearsa ar biṫ leis as a measc,
*Caib.3.17. &c. do rugaḋ ar siubal é iona éigceart, aċt
iarrfa mé a ḟuil ar láim a nfir faire.
7. Marsin * ṫusa, a ṁic an duine,
do ċuir mé ṫú mar ḟear faire ċum tiġe
Israel; uimesin éistfiḋ tú an bria-
ṫar ó mo ḃéulsa, agus tabhair fúa-
gra ḋóiḃ uáimsi.
8. An tan déaras mé ris an ccion-
taċ, a ḋroċ duine, do ġeba tú bás go
deiṁin, muna labhra tusa do ṫoirmi-
osg an ċiontuiġ ó na ṡliġe, do ġeba
an ciontach sin bás iona éigceart, aċt
iarrfa misi a ḟuil as do láimsi.
9. Thairis sin ma ṫoirmisgionn tu-
sa an ciontaċ ó na ṡliġe dá filleadh
uáithe, muna bfilliḋ sé ó na ṡlighe,
do ġeba sé bás iona ċoir féin; aċt
do ṡáor tusa hanam.
10. Uimesin ṫusa, a ṁic a duine,
labhair ré tiġ Israel, is marso labar-
ṫaoi, ag ráḋ, má bid ar sáruiġṫe a-
lem.14. gus ar bpeacuiġe orruinn, agus go néug-
il.32. fam ionta, cionnus do beiṫmís beó
marsin?
11. Abair riu, * mar ṁairim a deir
an Tiġearna Dia, ni ḃfuil sólás ar biṫ
agamsa a mbás an ċiontuiġ, aċt go
bfilleaḋ an ciontach ó na ṡliġe, agus
go mairiḋ sé: filliḋse, filliḋse ó bur
ndroiċsliġṫib, * óir cred as a néug- *Caib.18.31.
faḋ sib, a thiġ Israel? †Caib.18.24.
12. Uimesin abairsi, a ṁic an duine,
ré cloinn do ḋaoine, ni ṡáorfaiḋh * fi-
réantaċt a nfiréin é a ló a ṗeacaiḋ: ar
son uile an ċiontuiġ, ni tuitfiḋ sé leis
san ló iompoċus sé ó na chiontaib, ni
mó ḟéadfas an firéun marṫuin ar son a
ḟiréantais an lá ṗeacoċus sé.
13. An tan a déara misi ris an
bfiréun go mairfiḋ sé go deiṁin, má
ṫaobann sé re na ḟiréuntacht féin a-
gus cionta do dénam, ni cuimneoċṫar
a uile ionnracus, acht do ghebha sé
bás ar son an pheachaiḋh do rinne sé.
14. A ris an tan a déara mé ris an
cciontach, éugfa tú go deiṁin, má
ḟillionn sé ó na ṗeacaḋ, agus go ndéan
an ni is dliġṫeaċ, agus is ceart;
15. Má aisigionn an ciontach an
geall, agus go ttiubhraiḋh úaḋ an ni
do ṡlad sé, agus go siubolaiḋ sé a
reaċtuib na beaṫa gan dénam uile, mai-
rfiḋ sé go deiṁin, ni éugfa sé.
16. Ni cuiṁneoċṫar peacaḋ ar biṫ
dá ndéarna sé ḋó: do rinne sé an ni is
dlistionach, agus is ceart; mairfiḋ
sé go deiṁin.
17. Giḋeaḋ a deirid clann do ḋaoine,
ni coiṁtrom sliġe an Tiġearna: aċt ar
a sonsan, ni coiṁtrom a sliġe.
18. An tan iompoċus an firéun ó
na ionnracus, agus ṗeacoċus sé, do
ġeba sé bás dá bríg sin.
19. Acht má ḟillionn an ciontach
ó na ṗeacaiġibh, agus an ni is dlisti-
onach agus is ceart do dénam, mai-
rfiḋ sé tríd. †Caib.18.25.
20. Giḋeaḋ * a deartaóise, ni com-
ṫrom sliġe an Tiġearna: sibsi a ṫiġ
Israel, do béara misi breath orruibh,
air gaċ uile duine do réir a shlighṫeaċ.
21. Agus tárla annsa dara blia-
ḋain déag dar ndaoirsine, annsa deaċ-
ṁaḋ mí, an cuigeaḋ lá don ṁí, go ttái-

mhic áon do ċuáidh as amach as Jerusa-
† 2 Riogh. 25. lem ċugamsa, ag rádh, do * buáileadh
an ċaṫair.
22. Anois do bhi lám an Tigherna
orum trátnóna sul ṫáinic an té sin
do ċuáidh as, agus dfosgail sí mo ḃéul
nó go ttáinic sé ċugam ar maidin, a-
gus do hosgladh mo ḃéul, agus ni
‡ Caib. 24. 27. rabhus * balbh ni sa mó.
24. Annsin ṫáinic briaṫar an Ti-
gherna ċugamsa, ag rádh,
24. A mhic an duine, labhraidh an
drong áitreabhas na háite fásuighthi chi-
re Israel, ag rádh, do bhi Abraham
na aonar, agus do ġabh sé oighreacht
na duithche; acht atámáoidne mórán,
tugadh an tír dúinn mar oighreacht.
25. Uime sin abair riu, is marso
a deir an Tigherna Dia, ithidhsi ma-
ille ris an bhfuil, agus tógṫáoi
bhur súile súas ċum bhur niodhal, agus
dóirtighe fuil, agus an sealbhoċuidhesi
an fearann?
26. Seasdaoi ar bhur ccloidheamh, do
nithi gráineamhlas, agus truáillidhe gach
áon duine agaibh bean a ċomarsan, agus
an sealboċṫáoidhse an tír?
27. Abairsi riu marso, is marso a
deir an Tigherna Dia, mar mhairim, go
deimhin tuitfid an luċt atá san bhfá-
sach leis an ccloidheamh, agus
do bhéara mé an té atá annsa machaire lom
do bheathachaibh re na ithe: agus
éugfaid an drong bhias annsna daing-
nibh agus annsna húamhaibh don
phláigh.
‡ Caib. 7. 24. & 24. 21. & 30. 6,7. 28. Oir fúigfidh mé an fearann ro
áonránach, agus coisgfidh * poimp
a neirt; agus biáidh sléibhte Israel
uáigneach, ionnus nach racaid duine
ar bith triotha.
29. Annsin aiṫeonaid gur misi an
Tigherna an tan fúigfios mé an tír ro
áonránach, do bhrigh a nuile ġráineamhlacht
dá ndeárnadar.
30. Asar an ccéadna tusa, a mhic
an duine, atáid clann do dháoine a ccom-
nuidhe ag caint ort láimh ris na balla-
ibh agus a ndóirsibh na ttighthiodh, la-
bhraid gach áon re ċéile, gach áon re na
dearbhraṫair, ag rádh, tarraidh lassaim bhar-
ċuinge ort, agus éistiḋ cred an bria-
ṫar thig ón TTigherna.
31. Agus tigid siad ċugad mar
thigid an pobal, agus suighid dot la-
ṫair mar mo dháoinesi, agus cluinid do
bhriaṫra, acht ni háill leo a ndéanamh:
óir taisbéanaid siad mórán gráda le
na mbéul, agus téid a ccroidhe do
réir a sainte.
32. Agus féuċ, atá tusa dóibh a-
mhuil abhrán ro ṫaitneamhach duine agá
mbi guth binn, agus seinnios go maiṫ ar
ádhbhar ċiuil; óir éistid do bhriaṫra,
acht ni déanaid iad.
33. Agus an tan thiucfas so a
ccrich (féuċ, tiucfa sé) ann sin aiṫeo-
naid siad go raibh fáidh iona measc.

## CAIB. 34.

Agus ṫáinic briaṫar an Ti-
gherna ċugamsa, ag rádh,
2. A mhic an duine, tair-
ngir a naghaidh * áodhaireadha Is- † Jer. 23. 1.
rael, tairngir ⁊ abair riu, is
marso a deir an Tigherna Dia ris na
háodhairibh, a mairg dáodhairibh Israel be-
ṫaighios iad féin, nać ar cóir do na há-
odhairibh an tréud do beaṫughadh?
3. Ithi féin an méuthus, agus éadaigh-
thi sibh féin leis an olann, marbhṫaoi an
méid biaṫtar: acht ni beathuighthi an
tréud.
4. Níor neartuigheabhair an ttesláin,
ni mó do leigheasabhair an tinn, ni mó do
ċenglabhair súas an ni do bhi briste, ni
mó tugabhair tar ais an ni do cuireadh as
a slighe, ni mó diarrabhair an ni do ċu-
áidh a mugha, acht le * héigion, a- † 1 Pead. 5.
gus le héattrócaire do riaġlabhair
iad.
5. Agus do sgaoileadh iad do bhiṫ
áodhaire, agus do bháoar na mbia ag uile
beaṫaċaibh an machaire an tan do sgáob-
sgaoileadh iad.

6. Do

6. Do sgṙánadar mo ċaoiriġh
ṫrid na huile sléibtib agus ar a nuile
ċnoc árd; do sgáinneadh fós mo ṫréd
ar ġnúis na talṁan uile, agus níor
lorgaigh, agus níor iarr duine ar biṫ
na ndiaiġ.
7. Uime sin, a ṁódhaiġeadha, éistiġh
briaṫar an Tiġearna.
8. Mar mhairim, a deir an Ti-
ġearna Dia, go deiṁin do bríġ go bfuil
mo ṫréud na ċreich, agus go ndéarnadh
biadh dom ṫréud duile beaṫaċaib an
macha, do bhrígh nach raibh áo-
dhaire ar bith ann, ní mó do ċu-
ardaiġeadar mo áodhaiġeadha diarr-
aidh mo thréuda, acht do bhiaṫadar
na háodhaiġeadha iad féin, agus níor
biaṫadar mo ṫréadaso.
9. Uime sin, a áodhaiġeadha, éistiġ
briaṫar an Tiġearna.
10. Is marso a deir an Tiġearna
Dia, féuch atáimse a naġaidh na
náodhaiġeadh, agus iarrfa mé mo ṫréud
ar a láim, agus béara mé orra cosg
do bhiaṫadh an ṫréada, ní mó biaṫfuid
na háodhaiġeadha iad féin ní sa mó, óir
táirteocha misi mo ṫréud as a m-
béul, ionnus naċ béid na mbiadh dóib.
11. Oir is marso a deir an Tiġear-
na Dia, féuc misi, misi féin, loirgeo-
raidh mé fós mo ċaóiriġ, agus iarrfad
iad.
12. Amhuil lóirgḋios áodhaire a ṫréud
annsa ló a mbí sé a measc a ċaorach
ṫéid ar sgaṗán: marsin lóirgeonadsa
mo ċaóiriġ, agus sáorfa mé iad as
na huile áitib ionar scáinneadh iad
annsa ló néullach dorcha.
13. Agus do béara mé amach ó na
daóinib iad, agus cruinneoca mé iad as
na crioċaib, agus do béara mé da ndú-
ṫaiġ féin iad, agus beaṫoca mé iad ar
sléibtib Israel láim ris na haibnib ⁊
a nuile áitib aitriġṫe na tíre.
14. Beaṫoca mé iad á ninbhior maiṫ, ⁊
biáidh a máinnear ar sléibtib árda Israel:
annsin béid siad a mánnruiġ maiṫ, ⁊
ar inbear méuṫ biadhfuid siad ar sléib-
tib Israel.
15. Beaṫoca mé mo ṫréud, ⁊ do béara
mé orra luiġe síos, a deir an Tiġearna
Dia.
16. Iarrfa mé an ní do ċuáidh a mu-
ġa, ⁊ do béara mé liom a ris an ní do dí-
breadh, ⁊ ceangola mé súas an ní do bri-
seadh, ⁊ neartoca mé an ní do bí tinn: acht
scriosfa mé an méuṫ ⁊ an láidir, be-
aṫeoċad iad le breiṫeamhnus.
17. Agus ar bur sonsa, mo ṫréud,
is marso a deir an Tiġearna Dia, féuc
do beirim breaṫ idir áirnéis ⁊ áirnéis,
idir na reiṫiġib, ⁊ na gabhar firionna.
18. An ní beag dar libsi an tinbior
maiṫ diṫe súas, acht caitfidhe an cuid
oile dá bur ninnbearaib do saltairt síos
lé bur ccosaib? agus ibhe do na huis-
ceadhaib doimhne, acht gur mian libh
an chuid eile do shalchadh le bhur
ccosaibh?
19. Agus ar son mo ṫréudasa, iṫid
an ní do saltrabhairsi fa bur ccosaib,
⁊ ibhid an ní do salċabhair fa bur ccosaib.
20. Uime sin, is marso a deir an
Tiġearna Dia riu, féuc misi, misi féin
do béara mé breaṫ idir a náirnéis ṁéiṫ,
agus náirnéis ṫrúaiġ.
21. Do bríġ gur saiṫeabhair le táob
agus lé sliṡéun, agus gur ċnagabhair na
heasláin uile lé bhur nadarcaib, nó gur
scáinnebhair ó ċéile amach iad:
22. Uime sin didéonuiġ misi mo
ṫréud, agus ní béid na ccreiċ ní sa
mó, agus do béara mé breaṫ idir áirneis
agus áirnéis.
23. Agus cuirfe mé súas ṁón áo-
dhaire * amháin ós a ccionn, agus beaṫoca
sé iad, eadhon mo seirbfoġantuiġ Dái-
bi; beaṫoca sé iad, agus biáidh na ṁó-
dhaire aca. * Isa.40 11. Eoin.10.11.
24. Agus biáidh misi an Tiġearna am
Dhia aca, agus biáidh mo seirbiseaċ
Dáibi na ṗrionsa aca, misi an Tiġear-
na do labhair é.
25. Agus do déna mé cunnradh sioṫ-
ċána riu, agus do bhéara mé ar na droiċ-
bheaṫaiġibh cosc as an ttír, agus ái-
treobhuid go daingion annsa bfásach,
agus coideoluid annsna coilltibh.
26. Agus do déna mé beannughadh
dhiobhsan agus do na háitibh timċioll
fa

fa ccuáirt mo ċnuic; agus do ḃéara mé an an ccioṫ teacht a nuair iona am: biáiḋ ceatha beannaċta ann.

27. Agus do ḃéara ċrann an ṁachaire a ṫoradh, agus do ḃéara an talaṁ a ḃisech, agus béid daingean iona ndúṫaiġ, agus aiṫeonuid gur misi an Tiġearna, an tan ḃrisfios mé cuibriġe a ccuinge, agus ṫairteochus mé iad as láiṁ na druinge do ḃain a seirbhis féin asta.

28. Agus ni béid ni is mó na ccreich ag na geintibh, ni mó sluiġfid beathiġe an ṁaġa iad, acht coimneochaid gan faitchios, agus ni chuirfid duine ar bioṫ eagla orra.

*Isa. 11. 1. Jer. 23. 5.

29. Agus tóigfe mé suas dóiḃ * planda cliuteach, agus ni muirfiġear ni is mó iad lé gorta ann sa tír, ni mó iomċoruid náire na ngeinteadh ni is faide.

30. Marso aiṫeonuid siad go ḃfuilimsi, an Tiġearna a Ndia maille riu, agus gurob iadsan, eadhon tiġ Israel mo pobal, a deir an Tiġearna Dia.

† Eoin. 10, 11.

31. Agus sibhsi mo * ṫréud, eadhon tréud miñbir, is daóine sib, agus misi bur Ndia, a deir an Tiġearna Dia.

## CAIB. 35.

Tuilleam oile, ṫáinic briaṫar an Tighearna ċugam, ag ráḋ,

2. A ṁic an duine, suiḋiḋ haġaidh a naġaidh sléibe Séir, agus tairngir na aġaidh.

3. Agus abair ris, is marso a deir an Tiġearna Dia, féuċ a sleib Séir, misi ad aḋuiġ, agus sinfid mé mo láṁ amach ad aġaiḋ, agus do ḋéana mé ro aonránach tú.

4. Leagfa mé do ċaiṫreaċa na bfásach, agus biáiḋ tú uáigneach, agus biáiḋ a fios agad gur misi an Tiġearna.

5. Do ḃriġ go raiḃ fuaṫ sioruiḋe agad, agus gur dóirt tú fuil ċloinne Israel lé neart an ċloidhim a naimsir a naindeise, ann sa nam a raiḃ deireaḋ a gá neigeart.

6. Uime sin, mar ṁairim, a deir an Tiġearna Dia, ullmeoċa mé tusa ċum fola, agus leanfuiḋ fuil tú: ó nár fuaṫuiġ tú fuil leanfuiḋ fuil tú.

7. Marso do ḋéana mé sliab Séir ro aonránach, agus gearrfa mé uaḋa an té ġabus amach, agus an té iompoiġios.

8. Agus lionfa mé a sléibte le na ḋaóinib marba: ann do ċnocaibh, agus ann do ġleanntaiḃ, agus ann haibnib tuitfid uile an drong marḃṫar leis an ccloiḋeaṁ.

9. Do ḋéana mé uáigneas sioruiḋe ḋiot, agus ni fillfid do ċaiṫreaċa, agus biáiḋ a fios agaib gur misi an Tiġearna.

10. Do ḃriġ go nduḃairt tú, buḋ liomsa an dá ċineaḋsa, agus an dá ṫirse, agus * sealbóċam iad, giḋ go raiḃ an Tiġearna ann sin. † Ps. 34. 13.

11. Uime sin mar ṁairim, a deir an Tiġearna Dia, do ḋéana misi do réir ṫfeirge, agus do réir haingiḋeaċta, noċ do riñe tú a huchṫ fuaṫa iona naḋuiġ, agus do ḋéana mé mé féin aiṫniḋ iona measc; an tan ḃéaras mé breṫ orrsa.

12. Agus aiṫeonuiḋ tusa gur mé an Tiġearna, agus go ccúala mé gach uile scannlaċa dar labair tú a naġaiḋ sliab Israel, ag ráḋ, do fágbadh uáigneach iad, tugaḋ ḋuinne iad dá slugaḋ.

13. Marso lé bur mbéul do riñeabar uaiḃreachus am aġaiḋsi, agus dfoirlionabar bur mbriaṫra am aġaiḋ: do ċúaluiḋ misi iad.

14. Is marso a deir an Tiġearna Dia, an tan luaṫġáirfios an talamh uile, do ḋéana mé tusa aonránach.

15. Amhail do ghairdigh tú lé hoighreaċt

hoigreaċt

hoighreacht tighe Israel, do bhrígh go raibh
sé donranach, marsin do dhéana mi-
si riotsa: biaidh tú uáigneach, a
chnoc Seir, agus Idumea uile go
hiomlán, agus aitheonuid siad gur
misi an Tighearna.

---

## CAIB. 36.

Mar an ccéadna, tusa a mic
an duine, tairngir do shléibh-
tibh Israel, agus abair,
éisdighsi a shléibhte Is-
rael briathar an Tighearna.
2. Is marso a deir an Tighearna
Dia, * do bhrígh go ndubhairt an náim-
† Cap. 6. 2. hid bhar naghaidhsi, aha, line na sei-
náite ára a seilbh.
3. Uimesin tairngir agus abair, is
marso a deir an Tighearna Dia, do
bhrígh go ndearnadar uáigneach sibh, a-
gus gur shluigiodar súas sibh ar gach
dontaóibh, ionnus go mbeithi bhur
seilbh ag fuighioll na ngeinteadh, a-
gus gur tógbhadh súas sibh a mbéul-
aibh na nitiompáidhteach, agus go bhfu-
ilti mioclúighthech ag an bpobal:
4. Uimesin a shléibhte Israel, éis-
tigh briathar an Tighearna Dia, is
marso a deir an Tighearna Dia ris na
sléibhtibh agus ris na cnocaibh,
ris na haibhnibh agus ris na gleann-
taibh, ris na fásuighibh uáigneacha, a-
gus ris na caithreachaibh do tréigeadh,
noch do bhí na ccreich, agus na ma-
gadh don chuid oile do na geintibh,
noch atá iona ttimcheall fa ccuáirt:
5. Uimesin is marso a deir an
Tighearna Dia, go deimhin a tteine
méuda do labhair misi a naghaidh an mhéid
do na geintibh, agus a naghaidh Idu-
mea uile, noch dórduigh mo dhúthaigh
na seilbh maille ré gáirdeachus a nuile
chroidhe, maille ré hintinn aingidhe dá
theilgion amach mar chreich.
6. Ar a nadhbharsin tairngir a
ttaobh tíre Israel, agus abair ris
na sléibhtibh agus ris na cnocaibh,
ris na haibhnibh, agus ris na gleann-
taibh, is marso a deir an Tighear-
na Dia, féuch, do labhair mé an méud
agus i an mo chuthach, do bhrigh
gur iomchrabhair náire na ngein-
teadh.
7. Uimesin is marso a deir an Ti-
ghearna Dia, do tóig mé súas mo lámh
ag mionnughadh go deimhin, iomchóruid
na geinte atá ar gach taóibh dhibh a
náire féin.
8. Acht sibhsi a shléibhte Israel,
cuirfidhe amach bhur ngéuga, agus do
bhéurthaói bhur ttoradh dom phobal Is-
rael: óir atáid do lathair ag
teacht.
9. Oir féuch, atáimsi ar bhur
son, agus fillfidh mé chugaibh, agus
treabhocthar, agus siolfuighthear sibh.
10. Agus méideocha mé daóine or-
aibh, tigh Israel uile go hiomlán, a-
gus áiteochthar na caithreacha, agus
cuirfighear na báinseacha súas.
11. Agus lionfa mé duine agus
beathach oruibh, agus fásfuid, agus
do bhéuruid toradh, agus do dhéana mé
ni is fearr sibh ná an bhur ttosuighibh,
agus aitheontaói gur misi an Ti-
ghearna.
12. Do bhéura mé fós ar dhaóinibh
siubhal oruibh, eadhon mo phobal Israel,
agus sealbhóchuid siad tú, agus biaidh
tú ad oighreacht aca, agus ni scoith-
fidh tú as a ndaóinibh iad ni is mó
ó so amach.
13. Is marso a deir an Tighearna
Dia, do bhrigh go nabruid siad ribh,
tusa a fearann do shluig tú súas
daóine, ⁊ do scoith tú do chineadhacha.
14. Uimesin ni shluighfidh tú daóine
ni sa mó, ni mó bhéaras tú ar do chineadha-
chaibh tuitim ni is mó, a deir an Tighear-
na Dia.
15. Ni mó bhéaras misi ar dhaóinibh
náire na ngeinteadh do chluinsion io-
nadh ni is mhó, ni mó bhéaras
tusa

tusa ar na cinḋeaċaiḃ tuitim ni is mó,
a deir an Tiġearna Dia.
16. Tuilleiṁ oile, ṫáinic briaṫar
an Tiġearna ċugamsa, ag ráḋ,
17. A mic an duine, an tan do ċóm-
nuiġ tiġ Israel ann a ndúṫaiġ féin, do
ṡalċadar é lé na sliġe féin, agus le
na ngníomuiḃ: do bí a sliġe dom la-
ṫairsi amuil neiṁġloine mná áṫruiġṫe.
18. Ar a naḋbarsin do ḋóirt misi
mo ḋioġaltas orra ar son na fola do
ḋóirteadar ar an bfearann, agus ar son
a nioḋal ler ṫruáilleadar é.
19. Agus deidearscar mé iad a
measc na ngeinteaḋ, agus do ḃádar
craóbscaóilte ar feaḋ na ttíorṫann, a-
gus do réir a sliġeaḋ agus do réir a
ngníomarṫa do ruġ misi breaṫ orra.
* Isa. 52. 5. Romh. 2 24. 20 Agus an tan do ċúadar a
steaċ ċum na ngeinteadh mar a ndeaċa-
dar, do * ṁiomoḋadar mainm náomṫa,
an tan a dubradar riu, issiadso po-
bal an Tiġearna, agus do ċúadar a-
mach as a dúṫaiġ.
21. Acht do rinne misi truáiġe
dóiḃ ar son manma náomṫa, noċ do
ṫarcuisniġ tiġ Israel a measc na
ngeinteaḋ, mar a ndeaċadar.
22. Uimesin, abair re tiġ Israel, is
marso a deir an Tiġearna Dia, ni ar
ḃur sonsa do nim so, a tiġ Israel,
aċt ar son manma náomṫa féin, noċ do
ṫruáilleaḃarsi a measc na ngeinteaḋ mar
a ndeaċabar.
23. Agus náomṫoċa mé mainm mór
féin, noċ do heasonóruiġeaḋ a measc na
ngeinteaḋ, noċ do ṫruailleaḃarsi iona
lársan, agus aiṫeonuid na geinte gur
misi an Tiġearna, a deir an Tiġearna
Dia, an tan náomṫaċtar misi ionnaḃsi
as coinne a súl.
24. Oir do ḃéara mé as measc na
ngeinteaḋ siḃ, agus cruinneoċa mé ó
nuile ṫír siḃ, agus do ḃéara mé da ḃur
ttír féin siḃ.
25. Ansin croiṫfiḋ mé uisge glan
oruiḃ, agus beiṫi glan ⁊ ó bur nuile
ṡalċar, agus ó bur nuile ioḋaluiḃ
sgagfa mé siḃ.
26. Do ḃéara mé fós croiḋe * nú-
*Jer. 32.39. Caib. 11.19.
aḋ diḃ, cuirfiḋh mé spiorad núaḋ a
stiġ ionnuiḃ, agus beanfa mé an croiḋe
cloċaṁail amaċ as ḃur bfeóil, agus
do bhéara mé croiḋe féola ḋibh.
27. Agus cuirfe mé mo spiorad
ionnuiḃ a stiġ, agus do ḃéara mé oruiḃ †Caib. 11. 19.
siubal ann mo reaċtaibh, agus coiṁeó-
fuiḋe mo reaċta, agus do ḋéantaoi
iad.
21. Agus áiṫreoċtáoi annsa bfea-
rann ṫug mé da bur naiṫriḃ, agus buḋ
siḃsi mo pobalsa, agus buḋ misi ḃur
Ndiasa.
29. Fós táirteoċa mé siḃ ó ḃur
nuile ṡalċar, agus goirfiḋh mé ar a
narbar, agus méideoċa mé é, agus ni
ċuirfioḋ gorta ar bioṫ oruiḃ.
30. Agus méideoċa mé toraḋ an
ċroinn, agus biseach an ṁacaire, cor
nac bfaġṫaoi ni is mó do ṁasla gorta
a measg na ngeinteadh.
31. Ansin cuimneoċtáoi ḃur ndroiċ-
sliġṫe féin, agus ḃur ngníomarṫa nar
ṁaiṫ, agus fúaṫoċuiḋ siḃ féin ion ḃur
radarc féin, do ḃriġ ḃur néigceart, a-
gus do ḃriġ bhur ngráineaṁlasa.
32. Ni ar bhur sonsa do nim so,
a deir an Tiġearna Dia, bioḋ a fios a-
gaiḃ: biṫi náireach agus claóiḋṫe ar
son bhur slighthech féin, a thigh
Israel.
33. Is marso a deir an Tiġearna
Dia, annsa ló a sgagfa mé siḃ ó bhur
nuile peacadh, do bhéara mé oruiḃ fós
comnuiġe annsna caiṫreaċaiḃ, agus cui-
figear na báinseaċa súas.
34. Agus treabhochthar an fe-
rann fásuiġ, a náit ar luiġ sé uáigneaċ
a radharch gach ar ghabh láimh
rís.
35. Agus a déaruid siad, atá an
dúṫaiġsi do bi bán, amuil gáirdín * †Caib. 11.
Eden, agus atáid na caiṫreacha fás-
uiġ agus aonránach agus scriosta,
daingion agus áitreiḃṫe
36. Ansin aiṫeonuid na geinte do
fágbaḋ ar gac taóiḃ diḃ fa ccuáirt
gur misi an Tighearna, chuirios
súas na háite scriosta, agus plan-
dasa a náit do bhi uáigneach: misi an
Tiġearna

†Caib. 17. 24. & 22. 14. 37. 14. Tiġerna do * labhair é, agus do ḃéana é.

37. Is marso a deir an Tiġerna Dia, ceistneoċtar riomsa fós ar a son so le tiġ Israel, do ḋénamh air a son: méideoċa mé iad lé daóinibh amhail tréud.

38. Amhail an tréd náomhṫa, amhail tréud Ierusalem iona féilltibh solla-monta; marsin lionfuiġer na caṫraċa fásuiġ lé tréduibh daóine, agus biaiḋ a fios aca gur misi an Tiġerna.

## C A I B. 37.

DO ḃi lámh an Tiġerna orumsa, agus tug sé amaċ mé a spiorad an Tiġerna, agus do suiḋ sé síos mé a lár an ġlenna noċ do ḃi lán do ċhnámhaibh.

2. Agus tug sé orum gabáil re na ttaóbh timċioll fa ccuáirt, agus féuċ, do ḃi ro ṁórán ann sa macaire lom, agus féuch, do bhádar ro thirim.

3. Agus a dubhairt sé riom, a ṁic an duine, an bféadaid na cnámhasa beiṫ beó? agus do fhreagair misi, a Thiġerna Dia, is agadsa atá a fios.

4. A dubhairt sé riom a ris, tairngir ris na cnámhaibhsi, agus abair riú, sibhsi a ċnámha tiorma, éistiġ briaṫar an Tiġerna.

5. Is marso a deir an Tiġerna Dia ris na cnámhaibhsi, féuch, cuirfe mé anál ionnuibh, agus mairfidhe.

6. Agus cuirfe mé féiṫech oruibh, agus do bhéra mé feóil suas oruibh, agus foileocha mé sibh lé croicionn, agus cuirfe mé anál ionnuibh, agus beiṫi beó, agus biaidh a fios agaibh gur misi an Tiġerna.

7. Marsin do ṫairngir misi mar do haiṫniġeadh díom, agus mar do ṫairngir mé, do ḃi torman ann, agus féuċ, criṫ, agus ṫangadar na cnáma ċum a ċéile, cnámh gach a ċnámh.

8. Agus an tan do ḋamharc mé, féuċ, ṫangadar na féiṫeach, agus a bfeóil suas orra, agus dfolaiġ an croicionn iad ós a ccionn; acht ni raibh anál ionta.

9. Ann sin a dubhairt seision riom-sa, tairngir ċum na gaóiṫhe, tairngir a ṁic an duine, agus abair ris an ngaóiṫ, is marso a deir an Tiġerna Dia: tarr ó na ceiṫre gáoṫaibh, a anál, agus séid ar na marbhaibhsi, ionnus go mbéid beó.

10. Marsin do ṫairngir mé mar do aiṫin sé díom, agus ṫáinic a nanál ionta, agus do bádar beó, agus do sheasadar ar a ccosaibh, slúaġ ro ad-bhulmór.

11. Ann sin a dubhairt sé riomsa, a ṁic an duine, is iad na cnámhaso tiġ Israel go hiomlán: féuċ, a deirid siad: do tiormuiġeadh ar ccnáma, agus do cailleadh ar ndóċas, atáimid ar soinne do ġearradh amaċ sinn.

12. Uimesin tairngir, agus abair riu, is marso a deir an Tiġerna Dia, féuch, mo pobal, foisceola misi bhur nuáighe, agus do bhéra mé oruibh teaċt a níos as bhur nuáighibh, agus do bhéra mé sibh go tír Israel.

13. Agus aiṫeontaói gur misi an Tiġerna, an tan foisceolus mé bhur nuáiġe, mo pobal, agus bhéarus mé a níos as bhur nuáiġibh sibh,

14. Agus ċuirfios mé mo spiorad ionnaibh, agus beiṫi beó, agus suiḋeo-ċas mé ionn bhur ndúṫaiġ féin sibh; agus ann sin aiṫeontaói gur misi an Tiġerna do labhair é, agus do ċoimhlion é, a deir an Tiġerna.

15. Tháinic focal an Tiġerna ċugam a ris, ag ráḋ,

16. Tuilleamh fós, tusa a mhic an duine, glac ċugad aonmaide, agus scriobh air, ar son Iudah, agus ar son ċloinne Israel a ċompánaċa: ann sin glac maide eile, agus scriobh air,

ar, ar son Ioseph maide Ephraim, a-
gus ar son uile tighe Israel a chom-
pánacha.

17. Agus ceangail dá chéile iad
a naonmhaide, agus biáid na naon
[maide] ann do láimh.

18. Agus an tan laibheoruid clann
do dhaoine leat ag rádh; nach ttais-
beánfa tú dhúinn cred is ciall duit ann-
so?

19. Abair risi riu, is marso a deir an
Tighearna Dia, féuch, glacfa mé mai-
de Ioseph, noch atá a láimh Ephraim,
agus treaba Israel, a chompánacha,
agus cuirfidh mé iadsan maille ris, e-
adhon lé maide Iúdah, agus do dhéa-
na mé aonmhaide díobh, agus béid na
naon [maide] ann mo láimh.

20. Agus biáidh na maideadha
air a sgriobhann tú ann do láimh ar
coimhe a súl.

21. Agus abair riú, is marso
a deir an Tighearna Dia, féuch,
do bhéarfa mé clann Israel ó beith a
measc na ngeinteadh mar a ndeacha-
dar, agus cruinneocha mé air gach
áontaóibh iad, agus do bhéarfa mé dá
ttír féin iad.

22. Agus do dhéana mé áoinchi-
neadh amháin díobh annsa dúthaigh ar
† Eoin. 10.16. sleibhtibh Israel, agus * budh áoin-
righ amháin bhus Righ orra uile, agus
ni biáid na dhá chineadh ni is mó, ni
mó roinnfighear an dhá rioghachd iad ni is
mó ar aoncor.

23. Ní mó salleochuid iad féin le
na niodhaluibh ni sa mó, nó le na neithibh
gráineamhla, nó lé coir ar bioth dá
ccoirthibh: acht tairrtheocha misi iad as
a nuile áitibh comhnuidhe ann ar pheacuighe-
dar, agus glanfa mé iad: marsin
budh iadsan mo phobalsa, agus misi a
nDiasan.

24. Agus biáidh * Dáibhi mo shear-
† Isa. 40.11. Jer. 23. 5. & 10.9. Caib. 34.23. bhíseach na Righ ós a ccionn, agus biáidh
aointhréadhaighe aca uile: siubholuid fós
ann mo bhreitheamhnusaibhse, agus coimhéda-
fuid mo statuidhe, agus do dhéanuid
iad.

25. Agus áitreobhuid annsa bhfear-
ann, noch thug mé do Iácob mo sheirbhí-
seach, mar ar chomhnuigheadar bhur naithre,
agus áiteochuid annsin, iad féin agus a cclann, agus
clann a cclainne go brách, agus budh é mo
sheirbhíseach Dáibhi a bprionnsa go brách.

26. Tuilleadh eile, do * dhéana mé conn-
† Psal. 89.4 Caib. 34.25. radh síothchána riu, biáidh sé na chonnradh
siorruidhe aca: agus áiteocha mé iad,
agus foirlíonfa mé iad, agus suidheocha mé *
† Caib. 11.19. & 14.11. mo sanctóir iona lár go brách.

27. Biáidh fós mé thabernacul ma-
ille riu, fós budh misi a nDia, agus
budh iadsan mo phobalsa.

28. Agus biáidh a fios aig na gein-
tib gur misi an Tighearna naomhas Is-
rael, an tan bias mo sanctóir iona
lár go brách.

---

CAIB. 38.

Agus tháinic briathar an Ti-
ghearna chugamsa, ag rádh,

2. A mhic an duine, suidhigh
† Taisb. 20.8 do ghnúis a naghaidh * Ghog,
tír Mhagog, áirdphrionnsa Mhesech agus Tu-
bal, agus tairngir iona aghaidh.

3. Agus abair, is marso a deir an
Tighearna Dia, féuch, atáimsi ad a-
ghaidh, a Ghog, áirdphrionnsa Mhesech
agus Túbal.

4. Agus fillfidh misi ar hais thú, a- † Caib. 29. 4
gus * cuirfe mé dubhán ann do ghialluibh,
agus do bhéarfa mé amach thú féin agus
do shlúagh uile, eich agus marcshlúagh,
iad uile éidighthe maille ris a nuile ghné
airm, cuideachta mhór fós ré buclaruibh agus
ré sciathaibh, iad uile ag glacadh cloidhim-
the.

5. Persia, Etiópia, agus Libia maille
riu, iad uile gun a sciathaibh agus a
ccinnbeirt.

6. Gomer agus a nuile bannadha, tigh
Thogarmah do na háirdibh budh thuaigh,
agus a bannadha uile, agus mórán da-
óine maille riot.

7. Bídh si réidh, agus gléus ar do
shon féin, thú féin agus do chuideachta
uile do chruinnigh chugad, agus bí ad
gharda aca.

8. Andiaigh mórán láethe ionn-
goctar tú, annsna bliadhnaibh deigh-
eanacha tiucfa tú don tír tugadh air ais
ón ccloidheamh, agus do cruinnigheadh
as mórán daoine a naghaidh sliabh Is-
rael, noch do bi a ccomhnuidhe na bhfá-
sach: acht tugadh amach as na
cinedhachaibh é, agus áitreochuid siad
uile go daingion.
9. Eireocha tú suas, agus biaidh
tú cosmhuil ré hanfa, biaidh tú cos-
mhuil ré néull dfolach na tíre, tusa
agus do bhannadha uile, agus mórán
daoine maille riot.
10. Is marso a deir an Tighearna
Dia, tiucfaidh a gcrich mar an ccéd-
na annsa namsin féin go ttiucfaid
neithe ann hintinn, agus go smuáineo-
cha tú droch-smuáineadh.
11. Agus a déara tú, racha mé
suas go tír na mbailtedh gan balla-
dha, racha mé gus an muintir atá na
ccomhnuidhe, áitreabhas go socair, iad
uile ag áitreabhadh gan bhalladha, agus
gan bharradha nó ggeatadha aca.
12. Do dhénamh sdála, agus do
ghlacadh creiche, chum do láimhe diom-
pógh ar na háitibh fásaigh, atá anois
ar na náitreabh, agus ar na daoinibh
do cruinnigheadh as na cinedhachaibh a-
mach, noch fuáir áirnéis agus
maóin, noch áitreabhus a lár na tí-
re.
13. A déaruid Chéba, agus Dédan,
agus ceannaighthe Tharsis maille ré na
uile leomanaibh óga riot, an ttáinic
tú do ghlacadh sdála? nar chruinnigh tú
do chuideachta do dhénamh creiche? do breith
óir agus airgid leat, do breith áir-
néise agus maóine do ghlacadh sdala móire?
14 Uime sin, a mhic an duine, tair-
ngir, agus abair ré Gog, Is marso a
deir an Tighearna Dia, annsa ló sin
an tan áitreobhuid mo phobal Israel
go daingion, nach biaidh a fhios sin a-
gadsa?
15. Agus tiucfa tú as háit
féin, as na háirdibh budh tuáigh, tú
féin agus mórán daoine leat, iad
uile ag marcuidheacht ar eachaibh, cuideach-
ta mór, agus slúagh neartmhar.
16. Agus tiucfa tú a níos a na-
ghaidh mo phobail Israel amhuil néull
dfolach na talmhan: annsna láeithibh
deigheanacha biaidh sé, agus do bhéara mi-
si tú a naghaidh mo thíre, chor go
mbia a fhios ag na geintibh, an tan
naomhthóchthar ionnadsa mé, a Ghog, as
coinne a súl.
17. Is marso a deir an Tighear-
na Dia, an tusa an té ar a labhair mé
san tseanaimsir tre mo sheirbhisibh,
fáidhe Israel, noch do tháirngir annsna
láeithibhsin mórán bliadhan go ttiubhra-
inn tusa na naghaidh?
18. Agus tiucfaidh a gcrich ann-
sa nam chéadna, an tan tiucfas Gog
a naghaidh tíre Israel, a deir an Ti-
ghearna Dia, go ttiucfa mo dhioghal-
tas suas ann méadan.
19. Oir is ann méud, agus a tteine
mfeirge do labhair mé: go deimhin biaidh
crioth mór a ttír Israel san ló
sin:
20. Ionnus go ccriothfaid éisc na
fairrge, agus éunlaith neimhe, agus
beathaighe an mhachaire; agus na huile
neithe snáigheacha snaighios ar an tta-
lamh, agus na huile dhaoine da bhfuil
ar ghnúis na talmhan rem radharcsa,
agus teilgfighear na sléibhte, agus
tuitfid na háite árda, agus tuit-
fid a nuile balla go talamh.
21. Agus goirfid mé ar chloidheamh
na aghaidh ar feadh mo chinedhach uile, a
deir an Tighearna Dia: biaidh cloidheamh
gach aóin a naghaidh a dhearbhrathar.
22. Agus taigeora mé na aghaidh;
maille re pláigh agus lé fuil, agus
ferfa mé ar, agus ar a bhannadhaibh, agus
ar a niomad daoine atá aige, feartuinn
anfach, agus cloichsneachta móra, teine
agus ruibh.
23. Mar so mórdhálfad * mé féin, * Caib. 36. 23
agus naomhthócad mé féin, agus aitheon- & 37. 28.
tar mé a radharc mórain cinedhach, a-
gus biaidh a fhios aca gur mé an Tig-
hearna.

## CAIB. 39.



Uimesin ṫusa, a ṁic an duine, tairngir a naġaidh Ghog, agus abair, is marso a deir an Tiġearna Dia, féuch, atáimsi ad aġaidsi, a Ghog, a áird-ṗrionnsa Mesech agus Túbal.

2. Agus fillfid mé ar hais ṫú, agus ní ḟuigfid mé acht an seiseadh cuid díot, agus do ḃéara mé ort teaċt a nios ó na háirdib budh ṫuaiġ, agus do ḃéarad ar ṡléibtibh Israel ṫú.

3. Agus buailfid mé do ḃoġa as do láim ċlé, agus do ḃéara mé ar do ṡoiġdib tuitim as do láim deis.

4. Tuitfidh tú ar ṡléibtib Israel, ṫú féin agus do ḃanḋa uile, agus na daoine atá leat: do ḃéara mé déunuib ciocraċa do nuile ṡórt, agus do ḃeaṫaċaib an ṁaċaire dot ṡlugadh ṫú.

5. Tuitfid tú ar an maċaire lom, óir do labhair misi é, a deir an Tiġearna Dia.

6. Agus cuirfidh mé teine ar Mhagog, agus a measc na ndaoine ċomnuiġios go neaṁċúramach annsna hoileanuib, agus aiṫeonuid siad gur misi an Tiġearna.

7. Mar sin do ḃéarna mé mainm naomṫa aiṫnid a lár mo ṗobail Israel, agus ní léigfid mé dóib mainm naomṫa do ṫruailleadh ní as mó, agus aiṫeonuid na geinte gur misi an Tiġearna, aon naomṫa Israel.

8. Féuch, ṫáinic sé, agus do rinneadh é, a deir an Tiġearna Dia; asé so an lá ar ar labhair mé.

9. Agus raċfuid an drong ċomhnuiġios a ccaiṫreaċaib Israel amaċ, agus cuirfid trē ṫeine, agus loisgfid na hairm, na sciaṫa ar aon, agus na buicléir, na boġa, agus na soiġde, agus na lámhaideaġa, agus na gáethe, agus loisgfid lē teine iad seaċt mbliadhna.

10. Ionnus nach ḃéaruid siad coill ar bioth as an maċaire, nach mó ġearrfuid crann ar bioth as na foraoisib; loisgfid na hairm lē teine, agus creaċfuid siad an lucht do ċreaċ iad, agus sladfuid an drong do ṡlad iad, a deir an Tiġearna Dia.

11. Agus tiucfuid a ccrich annsa ló sin go ttiubhra mé do Ghog ionad annsin ċum uaiġeadh a Nisrael, gleann an luċt siubhail don taoib ṡoir do nfairge: agus stopfuid sin sróna na druinge ġabhus ṫairis, agus adhlaicfid Gog annsin, agus a ṡluaġ uile, agus goirfid siad de gleann Hamon-Gog:

12. Agus biaidh tiġ Israel dá nadhlacadh seacht mí, ċor go nglanfuid an fearann.

13. Aseadh adhlaicfid uile daoine na tíre iad, agus biaidh na ċlú dóibh annsa ló a nglóirfiġear misi, a deir an Tiġearna Dia.

14. Agus deiliocchuid siad amach daoine bias do ġnáṫ gnoṫuiġeaċh ag dul ṫrid an ttír ag adhlacadh leis an luċt siubhail an drong nar hadhlacadh ar aġaidh na talman ċum a glanta: spionfuid siad iar ccríochnuġadh seaċt mios.

15. Agus an luċt siubhail imṫiġios ṫrid an ttír, an tan do ċifid duine ar bioth cnáim duine, annsin cuirfid sé comarṫa súas láimh ris, ċor go nadhlaicid an lucht adhluicte é a ngleann Hamon-Gog.

16. Agus fós isé bus ainm don ċaṫruigh Hamonah: marso glanfuid siad an fearann.

17. Agus ṫusa, a ṁic an duine, is marso a deir an Tiġearna Dia, labhair ris a nuile éun sciaṫánach, agus re huile ḃeaṫach an ṁaċaire, cruinniġid sibh féin, agus tigid, cruinniġidh sibh as gach uile ṫaobh ċum mo ioḋbhartasa do nim dofráil ar bhur son, eadhon iodhbairt ṁór ar ṡléibhtibh Israel, ionnus go niosṫaoi feóil, agus go niobhṫaoi fuil.

18. Iosṫaoi feóil na neartmar, agus iobhṫaoi fuil ṗrionnsadh na talman,

reiṫeaḋ,

reiṫeḋ, úan, agus gabhar, agus bu-
lóg, iad uile ar na mbiaṫaḋ a Ba-
san.
19. Agus iosṫaói méiṫeas nó go
raibṫaói lán, agus iobṫaói fuil nó
go raibṫaói ar meisce dom iodbar-
ṫaibsi, noċ do iodbar mē ar bhur son.
20. Mar so líonfuiḋer sib ar mo
bhórdsa lē heċaib agus lē carbadaiḃ,
lē daoinib cumachtaca, agus leis
na huile ḟeraiḃ cogaiḋ, a deir an
Tigerna Dia.
21. Agus suiḋeoċa mē mo ġlóir
a measc na ngeinteḋh, agus do ċifid
na geinte uile mo ḃreiṫemnus rug
mē, agus mo láim do leg mē orra.
22. Marsin biaiḋ a ḟios ag tiġ
Israel gur misi an Tiġerna Dia ón
lá sin, agus ó sin amach.
23. Agus aiṫeonaid na geinte
gurab ar son a neiceart do ċuaiḋ
tigh Israel a ndaóirsine, do ḃrigh
gur ċiontuiġedar am aġaidsi, uime-
sin dfolaiġ mē magaiḋ úaṫa, agus
tug mē a láim a námad iad; mar-
sin do ṫuiteadar uile leis an ccloi-
ḋem.
24. Do réir a neamġloine, agus
do réir a bpecaḋ do rinne mē riu,
agus dfolaiġ mē mo ġnúis úaṫa.
25. Uime sin is mar so a deir an
Tiġerna Dia, anois do ḃéra mē liom
a ris braiġdionas Iacob, agus do
ḋéna mē trócaire ar tiġ Israel go hi-
omlán, agus biaiḋ éud orum ar son
hanma naomṫa:
26. Tar éis a náire d'iomċar dóib,
agus a cciona uile lér ċiontuiġe-
dar am aġaidsi, an tan do ċom-
nuiġedar daingen iona ndúṫaiġ, a-
gus nár ċuir duine ar bioṫ egla or-
ra.
27. An tan ḃéras mē ó na cine-
daċaiḃ a rís iad, agus ċruinneoċus
mē iad as tiorṫaiḃ a námad, agus *
Isai. 36. biaṁ mē náoṁṫa ionta a raḃarc mó-
ráin cineḋach:
28. Ansin, aiṫeonaid siad gur
misi an Tiġerna a nDia, noċ ṫug fa
ḋera a mbraiġe a láim ameasc na ngein-
teḋh: acht do ċruinniġ mē dá ttír
féin iad, agus níor ḟág mē áon díoḃ
ní as mó ann sin.
29. Ní mó ċeilfios mē maġaiḋh
orra ní is mó: óir do ḋóirt mē amaċ
* mo spiorad ar tiġ Israel, a deir † Joel 22. 8
an Tiġerna Dia. Gniomh. 8. 17

## Caib. 40.

Ansa ċúigeḋ bliaḋain fiċċiod
dar ndaóirsine, a ttosaċ
na bliaḋna, an deċmaḋ lá
don mí, ansa ċeṫramaḋh
bliaḋain deg tar éis na cai-
ṫreċa do bualaḋh, ansa ló ċéadna sin
do bí lám an Tiġerna orum, agus
rug ansin mē.
2. A bfísibh Dé rug sé leis mē go
tír Israel, agus do suiġioḋ sé mē
ar ṡliaḃ ro árd, láim lé a raiḃ amhail
cuma ċaiṫreċ buḋ deas.
3. Agus ṫug sé ansin mē, agus
féuch, do bí duine ann ag ar ċosṁuil
a ṫaisbénaḋ ré taisbénaḋ prás, go
ndorubha lín iona láim, agus slat
ṫomhais, agus do ṡeas sé ansa ġeata.
4. Agus a duḃairt an duine riomsa,
a ṁic an duine, féuc led ṡúiliḃ, agus
cluin led ċlúasaiḃ, agus suiġiḋ do
ċroiḋe ar a nuile ní ṫaisbénfas misi
ḋuit; óir is ċum go ttaisbenfuiḋe ḋuit
iad, tugaḋ ann so ṫú: foillsiġ do ṫiġ
Israel a nuile ní do ċiḋ tú.
5. Agus féuch, balla don taóbh
amuigh don tiġ timċioll fá ccuairt,
agus a láim an duine slat ṫomais ré
cubaid ar fad, leis an ccnámmuiġeḋ,
agus leiṫed bais: marsin do ṫo-
mais sé leiṫne an tiġe, áon tslat, a-
gus a áirde áon tslat.
6. Ansin ṫáinic sé ċum an ġeata
noch féuċus don leṫ soir, agus do
ċuaiḋ sé súas iona staiġriġibh, a-
gus do ṫomais sé tairseach an ġeata,
áon tslat ar leitheaḋ, agus an
tairseach

tairrseach oile dhe áon thslat ar
leithed.
7. Agus gach seomra beg áon
tslat ar fad, agus áon tslat ar
leithed, agus cuig cubaid idir na
seomraduibh bega, agus bud áon
tslat tairsech an gheta ag póirse an
gheta táob a stigh.
8. Do thomhais sé fós póirse an
gheta a stigh áontslat.
9. Ansin do thomhais sé póirse an
gheta, ocht ccubaid, agus a pos-
tadha dá chubad, agus do bhí póirse
an gheta táoibh a stigh.
10. Agus seomradha bega an ghe-
ta soir bá trí iad don taoibhsi, a-
gus a trí don táoibh oile; do bhádar
na ttriuir daoinmhiosúr, agus do bhí
áon mhiosúr ag na postaduibh don
táoibhsi, agus don táoibh oile.
11. Agus do thomhais sé leithed
dula a stech an gheta, deich ccu-
baid, agus dob é fad an gheta trí
cubaid déug.
12. Do bud áon chubad an spás
do bhí idir na seomraduibh bega, a-
gus an spás don táoibh oile áon chu-
bad, agus na seomradha bega sé cu-
baid don ttaoibhsi, agus sé cubaid
don taoibh oile.
13. Do thomhais sé ansin an geta
ó mhullach áointseomra big go mul-
lach seomra oile: do bud cuig
cubaid fichiod a leithed, doras ar a-
ghaidh dorais.
14. Do rinne sé fós postadha
trí bhfichid cubad, eadhon go posta na
cúirte timchioll fa ccuáirt an ghe-
ta.
15. Agus do bhí cáogad cubad ó
aghaidh gheta an dula a stech go
haghaidh phóirse an gheata a
stigh.
16. Agus do bhádar fuinneoga
cumga ris na seomraduibh bega, a-
gus ré na bpostuibh táob a stigh
don gheta timchioll fa ccuairt, agus
mar an ccéadna ris na háirsighibh:
agus do bhádar fuinneoga timchioll fa
ccuairt táobh a stigh: agus ar gach áon
posta do bhí crann pailme.

17. Ansin rug sé mé don chúirt a-
muigh, agus féuch, do bhádar seomra-
dha, agus pábháil déunta don chúirt
timchioll fa ccuáirt, agus do bhí trío-
chad seomra ar an bpábháil.
18. Agus an pábháil ré taoibh na
ngetadh thall ar coimhe leithne na
ngetadh; do bhí sin an phábháil íochta-
rach.
19. Ansin, do thomhais sé a leithed
ó aghaidh tosaigh an gheta íochtair go
nuige aghaidh tosaigh na cúirte dob fai-
de a stech taobh amuigh, céd cubhad
leth soir, agus leth tuáigh.
20. Agus do thomhais sé geta na
cúirte amuigh, noch fhéuchas leth tuaigh, a
fad, agus a leithed.
21. Agus do bud a trí, a seomra-
dha bega ar an ttaoibhsi, agus ar an
ttaoibh oile, agus do bhí a posta-
dha, agus a áirsedha do réir thomhais
an chéidgheta; do bé a fad cáogad
cubhad, 7 a leithed cuig cubaid fichiod.
22. Agus do bhádar a bhfuinneo-
ga, agus a háirsidha, agus a ccrainn
pailme do réir thomhais an gheta, noch
féuchas leth soir, agus do chuadar
súas chuige lé secht ccoiscéime, agus
do bhádar a áirsidhe ar a ccoimhe.
23. Agus do bhí geta na cúirte
a stigh thall ar coimhe an gheta atá leth
tuáigh agus leth soir, agus do thomhais
sé ó gheta go geta céd cubhad.
24. Tar éis sin tug sé mé don
leth theas, agus féuch, geta leth theas,
agus do thomhais sé a postadha, agus
a áirsighe do réir na ttomhas so.
25. Agus do bhádar fuinneoga ann,
agus iona áirsighibh timchioll fa ccuairt,
cosmhuil ris na fuinneogaibh sin; bud
cáogad cubhad a bhfad, agus a
leithed cuig cubhaid fichiod.
26. Agus do bhádar secht ccois-
céime do dhul súas chuige, agus do
bhádar a áirsighe ar a ccoimhe sin,
agus do bhádar crainn pailme ann,
áon ar an ttaoibhsi, agus áon ar an
ttaoibh oile ar a postaduibh.
27. Agus do bhí geta annsa chúirt
a stigh leth ris an ttaoibh theas,
agus

agus do ṫomhais sé ó ġeata go ġeata leṫ ṫeas céud cubad.

28. Agus tug sé misi don ċuirt a stiġ leṫ ris an ngeata ṫeas, agus do ṫomhais sé an geata ṫeas do réir na ttomhas so.

29. Agus a seomraḋa beagasan, agus a porsaḋa, agus a áirsiġe do réir na ttomhas so, agus do ḃádar fuinneóga aṅ, agus iona áirsiġiḃ timċioll fa ccuáirt: caogad cubad ar fad, agus cúig cubaid fiċċiod ar leiṫead.

30. Agus do ḃádar na háirseaḋa timċioll fa ccuáirt cúig cubaid fiċhċiod ar fad, agus cúig cubaid ar leiṫead.

31. Agus do ḃádar a áirsiġe leṫ ris an ccuirt amuiġ, agus crainn pailme ar a porsaḋaiḃ, agus oċt ccoisċéime iona ḋul súas.

32. Agus tug sé mé gus an ccuirt dob faide a steaċ leṫ soir, agus do ṫomhais sé an geata do réir na ttomhas so.

33. Agus do ḃádar a seomraḋa beaga, agus a porsaḋa, agus a háirsiġe do réir na ttomhas so; agus do ḃádar fuinneóga aṅ agus iona áirsiġiḃ timċioll fa ccuáirt: caogad cubad a fad, agus cúig cubaid fiċċiod a leiṫead.

34. Agus do ḃádar a áirsiġe leṫ ris an ccuirt amuiġ, agus crainn pailme ar a porsaḋuiḃ, ar an ttaoiḃsi, agus ar an ttaoiḃ oile, agus oċt ccoisċéime iona ḋul súas.

35. Agus tug sé don ġeata thuaiġ mé, agus do ṫomhais sé é do réir na ttomhas so.

36. Agus a seomraḋa beaga, a porsaḋa, agus a áirsiġe, agus na fuinneóga ris timċioll fa ccuairt: caogad cubad ar fad, agus cúig cubaid fiċċiod ar leiṫead.

37. Agus do ḃádar a porsaḋa leṫ ris an ccuirt amuiġ, agus crainn pailme ar a porsaḋuiḃ ar an ttaoiḃsi agus ar an ttaoiḃ oile, agus oċt ccoisċéime ag a ḋul súas.

38. Agus do ḃádar a seomraḋa, agus a ḋula a steaċ a láim ré porsaḋaiḃ na ngeataḋ, aṅ ar niġiodar a nofráil loisge.

39. Agus do ḃí a bpóirse an ġeata dá ċlár don taoiḃse, agus dá ċlár don taoiḃ oile, do marḃaḋ na hofrála loisge orra, agus na hofrála peacuiḋ, agus na hofrála sáruiġhthe.

40. Agus ag an ttaoḃ amuiġ, mar téid duine súas ag ḋul a steaċ an ġeata ṫuaiġ, do ḃádar dá ḃórd; agus ar an ttaoiḃ oile, noċ do ḃí ag póirse an ġeata, dá ḃórd.

41. Do ḃádar ceiṫre buird ar an ttaoiḃsi, agus ceiṫre buird don taoiḃ oile lé taoiḃ an ġeata: oċt mbuird ar a marḃaidís a níoḋbarta.

42. Agus do ċloċaiḃ snoiġte na ceiṫre buird ċum na hofrala loisge, cubad go leiṫ ar fad, agus cubad go leiṫ ar leiṫead iad, agus aon ċubhad ar áirde: ar a leagaidís mar an ccéadna na hionstrumente le marḃaidís a nofráil agus a níoḋbairt loisge.

43. Agus do ḃádar crúcaiḃ iarruinn do leiṫead baise taoiḃ a stiġ ar na ndaingniuġaḋ timċioll fa ccuáirt: agus do ḃí feóil na hofrála ar na ḃórduiḃ.

44. Agus taóiḃ a muiġ don ġeata a stiġ, do ḃádar seomraḋa an luċd ceóil aṅsa ċuirt dob faide a steach, noċ do ḃí ré taoiḃ an ġeata ṫuáiġ: agus do ḃí a raḋarc leṫ ris an deisceart; aon ar taoḃ an ġeata soir, agus do ḃí raḋarc buḋ ṫuáiġ.

45. Agus a duḃairt sé riom, an seomra so a bfuil a raḋarc leṫ ris an deisceart, is leis na sagartaiḃ é, luċt coimeuda ċúraim an tiġe.

46. Agus is leis na sagartaiḃ an seomra a bhfuil a raḋarc leṫ ris an ttuáisceart, luċt coimeuda ċúraim na haltóra: isiad sin mic Shadoc a measc mac Lebi, noċ tig a ngar don Tiġearna do ṁinistralaċt dó.

47. Mar sin do ṫomhais sé an ċuirt céd cubad ar fad, agus céd cubad ar leiṫead ceaṫairḃeannaċ, agus a naltóir ar coiṁe an tiġe.

48. Agus tug sé misi go póirsi an tiġe, agus do ṫomhais sé gach

porsa

don ṗóirse cúig cubaid ar an ttaóibsi, agus cúig cubaid ar an ttaóib oile, agus do bé leiṫeaḋ an ġeata trí cubaid don taóibsi, agus trí cubaid don taóib oile.

49. Dob é fad an ṗóirse fiċe cubad, agus a leiṫeaḋ aon cubad déag, agus tug sé misi gus na coisceimib, iona ndeaċadar suas ċuige, agus do bhádar piléir ag na postuibh aon don taóbsi, agus aon don taoib oile.

---

CAIB. 41.

Na diáiġ sin tug sé mé ċum an teampoill, agus do ṫomais sé na postada; sé cubaid ar leiṫeaḋ ar an ttaóib se, sé cubaid ar leiṫeaḋ don taoib oile, noch dob é leitheaḋ an tabeirnacuil.

2. Agus do bé leiṫeaḋ an doruis deiċ ccubaid, agus dob iad taóib an doruis cúig cubaid ar aontaóib, agus cúig cubaid don taóib oile: agus do ṫomais sé a ḟad ceaṫraċad cubad, agus a leiṫeaḋ fiċe cubhad.

3. Ainnsin do ċuáidh sé a steach agus do ṫomais sé posta an doruis dá ċubhad, agus an dorus sé cubaid, agus do bé leitheaḋ an doruis seacht ccubaid.

11. Mar sin do ṫomais sé a ḟad fiċe cubhad, agus a leiṫeaḋ fiċe cubhad ar coiṁe an teampoill; agus a dubhairt sé riomsa, is é so an tionad ro naómṫa.

5. Na diáiġ sin do ṫomais sé balla an tiġe sé cubhaid, agus do bé leiṫeaḋ gaċ seomra taóib ceiṫre cubaid timċioll fa ccuáirt an tiġe air gaċ taóib.

6. Agus do buḋ a trí na seomradha taóib, ós cionn a céile, agus triochad a nórd, agus do ċuadar a steach ann sa bhalla noċ do bhí don tiġ do na seomradhaibh taóibh timċioll fa ccuáirt, ionnas go ngreimnighdis, aċt ní raibh greim ar bioth aca a mballa an tighe.

7. Agus do bí foirleithne, agus casaḋ fa ccuáirt a ccomhnuiḋe ċum na seomradha taóibh, óir do ċuáidh casaḋ timċioll an tiġe suas a ccomhnuiġe: agus mar sin do bí leiṫeaḋ an tiġe suas, do ṁéuduiġ sé ón tseomra íochtair gus an tseomra dob áirde ag an lár.

8. Do ċonnairc mé fós áirde an tiġe timchioll fa ccuáirt: do bé bunáit na seomradha ttaóibh slat iomlán sé ccubad móra.

9. Do buḋ cúig cubaid tiuġe an bhalla, noċ do bí don tseomra taóibh amuiġ, agus do bé ionad na seomradha ttaóibh noch do bhí a stiġ an ceann do ḟágbaḋ.

10. Agus do bí ḟásinge fiċiod cubad idir na seomradhaibh timchioll fa ccuairt an tighe air gach taoibh.

11. Agus do bhí doirsi na seomradha ttaoibh leaṫ ris a náit do ḟágbaḋ, aondorus don leit ṫuáiġ, agus dorus oile don taóibh ṫeas, agus do bé leiṫeaḋ na háite do ḟágbad cúig cubaid timċioll fa ccuáirt.

12. Anois do bí an teaġais do bí as coiṁe na háite ar leiṫ anns a chionn leaṫ siar seaċtmoġad cubhad ar leiṫeaḋ, agus do bí cúig cubhaid ar tiuġe a mballa na teaghaise timchioll fa ccuáirt, agus do bé a ḟad nóċad cubad.

13. Mar sin do ṫomais sé an tiġ céad cubhad ar faḋ, agus a náit ar leiṫ agus an teaġais gona balladhaibh céud cubad ar fad.

14. Mar an ccéadna do bé leiṫeaḋ aiġṫe an tiġe agus na háite ar leith don taóibh shoir, céud cubhad.

15. Agus do ṫomais sé fad na teaġaise thall as coiṁe, na háite

ar

ar leiṫ don taóib ṡoir, céud cu-
bhad.
15. Agus do ṫomais sé fad na
tteġaise tall as coiṁe na háite ar
leiṫ, noch do bí taóib ṡiar ḋi, agus a
ċrannibe céud cubad ⁊ taóib agus ⁊
an ttaóib oile, maille ris an tteam-
pall a stiġ, agus póirsṡeḋ na cúirte.
16. Do bí postaḋa an dorrus, a-
gus na fuinneoga cumga, agus na hio-
naid spaisteoireaċta timċioll fa
ccuáirt ⁊ a ttri losta ṫall as coiṁe
an dorrus folruiġṫe le hadmad timċioll
fa ccuáirt, agus ⁊ an ttalam suas
gus na fuinneógaib, agus do bádar na
fuinneóga ar na bfolach.
17. Agus an náit ós cioñ an do-
ruis, eidir gus an dtiġ dob faide a
steċ, agus a muiġ, agus ris an m-
balla uile timċioll fa ccuairt taób a
stiġ agus amuiġ, maille re tomas.
18. Agus do riñeaḋ é le Cherubi-
nibh agus le crannaib pailme, ionnus
go raib crañ pailme idir cherub agus
cherub, agus do bí dá aġaiḋ ⁊ gaċ
aóin cherub.
19. Ionnus go raib aġaiḋ duine
leiṫ ris an ccrañ pailme daóintaóib,
agus aġaiḋ leoṁain óig leiṫ ris an
ccrañ pailme don taóib oile; do bí sé
déanta ⁊ feaḋ an tiġe timċioll fa ccu-
áirt.
20. Do bí ċerubinig ar na ndéanam a-
gus crainn pailme ón ttalam go hós
cioñ an doruis, agus ⁊ balla an
teampaill.
21. Do bádar postaḋa an teampaill
ceaṫairċeárnaċ, agus aḋaiġ na sancto-
ra: a ttaisbéanaḋ ionañ re céile.
22. Do bí a naltóir maide trí cu-
baid ar áirde, agus dá ċubad ar fad,
agus do bí a beanna, agus a fad, a-
gus a balladḃa dadmad: agus a du-
bairt sé riom, isé so an bórd atá a
bfiadhnuise an Tiġearna.
23. Agus do bí dá dorus ⁊ an
tteampall, agus ⁊ án tsanctóir.
24. Agus do bí dá duilleóig aig
gaċ dorus don dá dorus; dá duilleo-
ig fillte, dá duilleóig dáondorus, a-
gus dá duilleóig don dorus oile.
25. Agus do bí déunta orra, ⁊-
dón ⁊ doirsib an teampaill, cherubinig
agus crainn pailme, amail do riñeaḋ ⁊
an mballa, agus do bádar cláruiġ
tiuġa ⁊ aġaiḋ an póirse amuiġ.
26. Agus do bádar fuinneoga
cumga, agus crainn pailme ⁊ an tta-
óibhsi, agus ⁊ an ttaóib oile ⁊ tao-
baibh an póirsi agus ⁊ seomraduib
taóib an tiġe, agus cláruiġ tiuġa.

---

CAIB. 42.

Annsin tug sé amaċ mé gus an
ccúirt amuiġ an sliġe
leiṫ ris an ttuáisceirt, a-
gus tug sé a steċ do na
seomradaib mé do bí ṫall
as ccoiṁe na háite ar leiṫ, agus do
bí ós coiṁe an tiġe leiṫ ris an leith
ṫuáiġ.
2. As coiṁe fad ċéd cubad do bí an
dorus a ttuáiġ, agus a leiṫeaḋ cao-
gad cubad.
3. Thall as coiṁe na bfiċċiod ċu-
bad, noċ do bí don ċúirt a stiġ, agus
ṫall as coiṁe na pábála do bí don
ċúirt amuiġ, do bí áit spaisdeóraċta
ar aġaiḋ áite spaisdeoraċta a ttri
teġaisib.
4. Agus do bí as coiṁe an tseom-
ra áit spaisdeóireaċta deiṫ ccubaid ar
leiṫeaḋ taob a stiġ sliġe aón ċubaid, a-
gus a ndoirsi leiṫ ris an ttuáisceart.
5. Anois do buḋ giorra na seom-
rada uaċtaraċ: óir dob áirde na hio-
naid spaisteóireaċta ná iadso, náid na
hioċtaraċ, agus ná lár an tiġe.
6. Óir do bádar a ttri staiġrigib,
aċt ní rabadar piléir aca amail piléir
na ccúirteaḋ: uime sin do cumgaiġeaḋ a
nobair ní is mó ná an tioċtar, agus ná
an meḋon ón ttalam.

7. Agus do bí caogad cubad a
bfad an balla do bí amuig tall ar
coiṁe na seomradh leath ris an
ccúirt amuig ⁊ agaid toruig na seom-
rad.
8. Oir do bé fad na seomrada,
noċ do bí annsa ċúirt amuig, caogad
cubhad: agus feuch, ar coiṁe an
teampuill do bhádar céad cubad.
9. Agus faói na seomradaibhsi
do bhí dul a steach don taóibh
shoir mar théid áon chuca ón ċúirt
amuig.
10. Do bádar na seomrada a tti-
ġeadas balla na cúirte leṫ ris a noir-
ṫear tall ar coiṁe na háite ar leiṫ,
agus tall ar coiṁe na hoibre.
11. Agus do bí an tsliġe ar a
ccoiṁe a ccosamlas tairbénta na
seomrad, noċ do bí leṫ ris an ttuáis-
ceart ccomfad riu, agus coimhlea-
than riu, agus do bí a nimṫeaċta a-
mach uile arón do réir a nimṫeaċta, a-
gus do réir a ndorus.
12. Agus do réir dorus na seom-
rad do bí leṫ ris an ndeisceart do bí
dorus a ccionn na sliġeaḋ, an tsliġe
go direch ar coiṁe an balla leṫ ris
a noirṫear, mar ṫéid áon a steċ ionta.
13. Annsin a dubairt seision riom sa
na seomrada bud ṫuaiġ ⁊ na seomrada
bud deas atá ar coiṁe na háite ar
leiṫ, is seomrada naomṫa iad, mar a
niosaid na sagairt tig a ngar don Ti-
ġearna na neiṫe ro naomṫa: annsin cuir-
fid siad na neiṫe ro naomṫa, agus a
nofráil bíd, agus a nofráil peacaid,
agus a nofráil ṡárruiġṫe: óir is
naomṫa a náit.
14. An tan raċaid na sagairt ion-
ta a steċ, annsin ni raċaid siad a-
mach as a náit náomṫa don ċúirt a-
muig, aċt leagfaid a néduiġe annsin io-
na miniostralaiḋ: óir atáid náomṫa,
agus cuirfid a néduiġe eile orra, a-
gus tiucfaid a ngar do na neitibsi,
noċ bennas ris an bpobal.
15. Anois an tan do ċríoċnuiġ sé
tomas an tiġe a stiġ, tug sé amaċ
mé leṫ ris an ngeata a bfuil a raḋarc
leṫ soir, agus do ṫomais sa ccuáirt é.
16. Do ṫomais sé an táob soir
leis an tslat ṫomais, cúig ċéd slat
leis an tslait ṫomais timċioll sa
ccuáirt.
17. Do ṫomais sé an taóib ṫuáiġ
cúig ċéd slat leis an tslait ṫomais
timċioll sa ccuáirt.
18. Do ṫomais sé an taóib ṫeas,
cúig ċéd slat leis an tslait ṫomais.
19. Dfill sé sa ccuáirt gus an
ttaóib siar, agus do ṫomais sé
cúig ċéd slat leis an tslait ṫomais.
23. Do ṫomais sé é ⁊ na ceiṫre
táobuib; do bí balla aige timċioll sa
ccuáirt cúig ċéd slat ⁊ fad, agus
cúig ċéd ar leiṫead, do ḋénam dealuiġṫe
edir an tsanctóir agus a náit neam-
náomṫa.

## Caib. 43.

Na diaiġ sin tug sé ċum an
ġeata mé, an geata féuċus
leṫ soir.
2. Agus féuċ, táinic
glóir Dé Israel as an
tsliġe a noir, agus do bí a fuáim a- † Caib. 1. 24.
muil fuáim mórain *uisceaḋ, agus do
loinnriġ an talam le na glóir. † Caib. 1. 4 & 8. 4.
3. Agus do bí do* réir tairbén-
ta na fise do ċonnairc mé, eadhon do réir
na fise do ċonnairc mé an tan táinic
mé do sgrios na caṫraċ: agus bá
cosmuil na fise ris an bfis do ċonnairc
mé ag sruṫ Chebar: agus do ṫuit mé
⁊ magaid.
4. Agus táinic glóir an Tiġearna
don tiġ a sliġe an ġeata a bfuil a ra-
ḋarc don leṫ soir.
5. Mar sin do tóig an spiorad su-
as mé, agus tug don ċúirt dob faide
a steċ mé: agus féuċ, do líon glóir
an Tiġearna an tiġ.

6. Agus

6. Agus do ċualaiḋ mé é labhairt riom amaċ as an ttiġ, agus do ṡeas an duine láiṁ riom.

7. Agus a dubhairt sé riom, a ṁic an duine, áit mó ċaṫaóire ríoġa, agus áit bonn mo ċos iona náitreoċa mé a lár ċloinne Israel go bráṫ, agus ni ṡaileochuid tigh Israel mainm náomṫa ni as mó, neaċtar díob iad féin nó a Riġṫe le na striopaċus, nó le conblaċaiḃ a Ríoġ iona náitiḃ árda.

8. A suiḋiuġaḋ a ttairsech ag mo táirseċaibsi, agus a bposdadh ag mo ṗostaiḋuibsi, agus an balla eadrum féin agus iad, do thruáilliodar ceana mainm náomtha le na ngráineamlaċaiḃ do rinneadar: uimesin do díoṫlaiṫruig mé iad am fearg.

9. Anois cuiridís úaṫa a striopaċus, agus conablaċa a Ríoġ a bfad uáim, agus do ḋéuna mé comnuidhe iona lár go bráṫ.

10. A ṁic an duine, taisbéin an tiġ do ṫiġ Israel, ionnus go mbia náire a bpeacaḋ orra, toimsidis an sompla.

11. Agus má bió náireach fa nuile ni da ndéarnadar, taisbéin cuma an tiġe dóiḃ, agus a ġléus, agus a ḋul amach, agus a ṫeaċt a steach, agus a uile ḟoirm, agus a uile órduiġṫe, agus a uile ċuma, agus a uile dliġṫe: agus scríoḃ iona radharc é, ċor go ccoiṁéadfuid siad a uile ḟoirm, agus a órduiġṫe uile, agus go ndéanuid siad iad.

[C]aib. 1.2[?]
Caib. 14. 8.4.

12. Isé so dliġeaḋ an tighe: air ṁullach an tsléiḃe biáiḋ a ṫeorainn iomlán fa ccuáirt ro náomṫa: féuċ, isé so dliġeaḋ an tiġe:

13. Agus siad so tomais na haltóra do réir na ccubhad; is cubad agus leiṫiod, baise an cubad; eadhon buḋ cubad a íoċtar, agus a leiṫne cubad, agus buḋ réise a imeal agá bruáċaiḃ timċioll fa ccuáirt, agus budh í so cuid is áirde don altóir.

14. Agus biáiḋ dá ċubad ó níoċtar ar an ttalaṁ go nuige an suiḋiuġaḋ íoċtarach, agus aonċubad a leiṫne; agus ón tsuiḋiuġaḋ is luġa gus an suiḋiuġaḋ is mó, ceiṫre cubaid, agus a leiṫne áonċubad.

15. Marsin buḋ ceiṫre cubaid a naltóir, agus ó naltóir, agus ós a ċionn biaiḋ ceiṫre beanna.

16. Biáiḋ a naltóir dá cubad déag ar fad, a dó déag ar leiṫne ceaṫairbeannach iona ceiṫre ceaṫramnuibh.

17. Agus biáiḋ an suiḋeaċaḋ ceiṫre cubaid déag ar fad, agus a ceaṫairdéag ar leiṫeaḋ ann a ċoirneuluiḃ, agus buḋ leaṫ ċubad a hiomal fa ccuairt, agus buḋ cubad fa ccuairt a híoċtar, agus féuċfuid a staiġreada leaṫ soir.

18. Agus a dubhairt sé riomsa, a ṁic an duine, is marso a deir an Tiġearna Dia, isiadso órduiġṫe na haltóra ann sa ló a ndéanuid í, dofráil íoḋbarṫa loisge uirre, agus do ċroṫaḋ fola uirre.

19. Agus do ḃéara tú do na sagartaiḃ na Lebitiġ bios do ṡíol Shadoc, noċ ṫig a ngar damsa do ṁinisdralaċt dam, a deir an Tiġearna Dia, bulóg óg mar ofráil ṗeacaidh.

20. Agus glacfuiḋ tú dá ḟuil sin, agus cuirfe tú ar a ċeiṫre beannuiḃ, agus ar ċeiṫre coirnéuluiḃ an tsuiḋeaċaḋ, agus ar a nimiol timċioll fa ccuáirt: is marso glanfas tú, agus sceagfas tú é.

21. Glacfa tú fós bulóg na hofrála peacaiḋ, agus loisgfidh tú ann sa náit órduiġṫe é don tiġ táoḃ amuiġ don tsanctóir.

22. Agus ar an dara lá ofráilfiḋ tú meannán do na gabhruibh gan ċáiḋe mar ofráil ṗeacaiḋ, agus glanfuid a naltóir, mar do ġlanadar í leis an mbulóig.

23. An tan ċríoċnoċus tú a glanaḋ: ofráilfidh tú bulóg óg gan ċáiḋe, agus reiṫe as an ttréud, gan toibéim.

24. Agus offráilfidh tú iad a láthair an Tighearna, agus teilgfid na sagairt salann orra, agus offráilfid súas iad mar offráil loisge don Tighearna.

25. Secht lá ghléusfas tú gach aon lá gabhar mar offráil pheacaidh: gléusfid siadsan fós bulóg óg, agus reithe as an ttréud gan cháidhe.

26. Glanfuid siad an altóir secht lá, agus firrinniamfuid í, agus beinneochuid iad féin.

27. Agus an tan chríochnochtar na láethesi, as éadh bias ar an ochtmadh lá, agus marsin súas go ndéanuid na sagairt bhur nofrála loisge ar an altóir, agus bhur nofrála síothchána; agus glacfa misi sibhsi, a deir an Tighearna Dia.

---

CAIB. 44.

AN sin tug sé mé ar mais a slighe gheata na sanctóra amuigh, noch féuchas leth ris an ttaóibh soir, agus do bhí sé druidte.

2. Ann sin a dubhairt an Tighearna riom, biáidh an geata so druidte, ni hoisceoltar é, agus ni raghaidh duine ar bith a steach ann; do bhrígh go ndeachaidh an Tighearna Dia Israel a steach ann, uime sin druidfighear é.

3. Is don phrionsa atá sé; suidh fidh an prionnsa ann dithe arán as coinne an Tighearna: racaidh sé a steach a slighe póirse an gheatasin, agus racaidh amach a slighe an gheata chéadna.

4. Ann sin tug sé mé a slighe an gheata thuaidh as coinne an tighe, agus dhearcas mé, agus féuch do líon glóir an Tighearna tigh an Tighearna, agus do thuit misi ar maghaidh.

5. Agus a dubhairt an Tighearna riom, a mhic an duine, comharthaigh go maith, agus féuch led shúilibh, agus cluin led chlúasaibh a nuile ni a deirim risi riot a ttaobh órduighthe tighe an Tighearna, agus a dlighthe uile, agus comharthaigh go maith dul a steach an tighe maille re dul amach na sanctóra.

6. Agus a déara tú ris an ndream cheannairgeach, eadhon re tigh Israel, is marso a deir an Tighearna Dia, ó sibhsi a thigh Israel, go madh lór libh a ndearnabhair da bhur nuile ghráineamhlachtaibh,

7. A nair a ttugabhair coimhthighidh gan timchillghearradh iona ccroidhe, agus gan timchillghearradh iona bhfeóil do bheith ann mo sanctóirse dá thruailleadh, eadhon mo thigh, an tan offráiltí marán, an méuthus agus a nfuil, agus do bhrisiodar mo chunnradh, do bhrígh bhur nuile ghráineamhlachtasa.

8. Agus nár choimhéadabhair cúram mo neithe naómhtha; acht do chuireabhair coiméudaighthe mo chúraim ann mo sanctóir ar bhur son féin.

9. Is marso a deir an Tighearna Dia, ni raghaidh coimhthigheach ar bith neimhthimchillghearrtha a gcroidhe, nó neimhthimchillghearrtha a bhfeóil a steach ann mo sanctóirse, do choimhthigheach ar bioth dá bhfuil a measc chloinne Israel.

10. Agus na Lebhitigh dimthigh a bhfad uáim an tan do chuáidh Israel ar seachrán, noch do chuáidh ar seachrán a ndiáigh a niodhal, iomchoruid siad a néigceart féin.

11. Gidheadh béid siad na seirbhiseachuibh ann mo sanctóir ar na mbeith a ccúram ag geataidhibh an tighe, ⁊ ag mim-ortralacht ann sa tigh: marbhfid siad a nofráil loisge, agus a niodhbairt don phobal, agus seasfuid as a ccoinne do mhiniostrálacht dóibh.

12. Do bhrígh gur mhiniostraladar dóibh a bhfiadhnuise a niodhal, agus go ttugadar ar tigh Israel tuitim a néig-

Lebit. 22.

néigceart: tréigim do tóig misi suas mo láimh na nagaidh, a deir an Tighearna Dia, ⁊ iomċóruid siad a néigceart.

13. Agus ní tiucfuid siad am ġarsa, do ḋénamh oifige sagairt dam, nó do ṫeaċt a ngar éinneiṫe dom neiṫibh náomṫa ansa náit ronáomhṫa: acht iomċoruid a náire, agus a ngráinemhlachta do rinneadar.

14. Acht do ḋéna misi coimeudaighṫe cúraim mo ṫighe díob ċum a uile seirbise, agus ċum a uile ni dá ndéntar ann.

15. Acht tiucfuid na sagairt, na Lebitiḃ mic Shadoc noċ do ċoimhéid cúram mo sanctóra, an tan do ċuadar clann Israel ar seaċrán uaim, am ġar do ministralas dam, agus seasfuid am fiadnuise dofráil an méuthuis, agus na fola dam, a deir an Tighearna Dia.

16. Raċfuid ann mo sanctóir, agus tiucfuid a naice mo bhúird do friotolamh dam, ⁊ cuimdeoċuid mo ċúram.

17. Agus tiucfuid a ccrich an tan raċfuid a steach a ngeata na cúirte a stiġ, éideocar iad lé héadach lín, agus ní biaidh olann ar bioṫ orra, an feadh béid ag ministralaċt a ngeataiḃ na cúirte is faide a steaċ, agus taoḃ a stiġ.

18. Biaidh bairréidi lín ar a ccennaibh, agus biaidh bristiġe lín aca ar a leasraċaiḃ: ni criosloċuid iad féin le héinní dá ttiubhra allus.

19. Agus an tan raċuid siad amach don ċúirt amuigh, eadhon don ċúirt is faide amach ċum an poball, cuirfid siad díoḃ a néduighe ann ar ministraladar, agus leagfuid iad ansna seomradaiḃ náomṫa, agus cuirfid édach oile umpa, agus ni náomṫoċuid siad an pobal le na néadach.

20. Ní mó ḃearrfuid a ccinn, nó fuileongaid a locadha dfás fada, bearrfuid a ngruaig amáin díoḃ.

21. Ní mó iḃios sagart ar bioth fíon an tan raċaid don ċúirt is faide a steach.

22. Ní mo ġlacfuid * baintreaḃṫaiġ mar mnáib, nó an bean ċuirfiġear ar siubal, acht do ḃearfuid maiġdiona do síol ṫige Israel, nó baintreabṫaċ agá raiḃ sagart roime.

Lebhit. 22. 13.

23. Agus teagóscuid dom pobal an difir idir an náomṫa agus an neamnáomṫa, agus do ḃearuid ar ḋáoinibh eidirdeaġlugaḋ idir an nglan agus an neamhglan.

24. Agus a nimreasain seasfuid a mbreiteamhnus, agus do ḃearuid breath do réir mo ḃreiteamhnais: agus coimhédfuid mo ḋliġeaḋ, agus mo reaċta an mo uile ċruinniġṫiḃ, agus naomhṫoċuid mo sáoire.

25. Agus ni tiucfuid a naice * ċuirp marḃ ar bioṫ dá ttruailleaḋ féin: acht ar son aṫar, nó maṫar, nó ar son mic nó ingine, ar son dearbraṫar no deirbseaṫar ag naċ raiḃ fear, is féidir léo iad féin do salċadh. * Lebhit. 21. 1. 11.

26. Agus tar éis a glanta, áireomhṫar sé seaċt lá dó féin.

27. Agus ansa ló a raċuid sé a steaċ san stanctóir don ċúirt a stiġ do ministralaċt ansa tsanctóir, offráilfiḋ sé a offráil peacaidh, a deir an Tighearna Dia.

28. Agus biaidh sé aca na oiġreaċt, * is misi a noiġreaċt: agus ní tiubhartaoi sealḃ ar biṫ dóiḃ a Nisrael: is misi a sealḃ. † Vibhr. 18. 20. Deut. 10. 9. & 18. 1, 2. Jos. 13. 14. 33.

29. Iossfuid siad a nofráil bidh, agus a nofráil peacaiḋ, agus a nofráil sáruiġṫe, agus buḋ léo san a uile ni iodbarṫa a Nisrael.

30. Agus buḋ leis na sagartaiḃ tosaċ * ċéd toraiḋ a uile neiṫe, agus a uile ofráil do uile sórt dá bhur niodbartaiḃ: do ḃertáoi fós don tsagart tosach bhur ttaos, ċor go ttiubhra sé ar an mbeannuġaḋ comnuiḋe ann do ṫigh. † Exod. 13. 2. & 22. 29. 30 Vibhr. 3. 13. & 18. 12.

31. Ní iosfuid na sagairt deinní * éugfas uaḋ féin, nó reubṫa, mas éun é no beaṫaċ. † Exod. 22. 31. Lebhit. 22. 8.

## CAIB. 45.

TUillsim oile, an tan roinnfidhe
le cranncar an tír mar
oighreacht, offráilfidhe offráil
don Tighearna, roinn naomh-
tha do nfearann: budh é a fad cúig
mile fichiod slat, agus budh é a lei-
theid deich mile, agus biáidh so naomh-
tha iona uile theorannuibh timchioll fa
ccuáirt.
2. Biáidh de so cúig chéd ar fad,
maille re cúig chéd ar leithiod, ceat-
ramhnach timchioll fa ccuairt, agus
caogad cubad timchioll fa ccuáirt a
crúinibh.
3. Agus don tomhas so toimheors-
aidh tú fad chúig mile fichiod ar fad,
agus deich mile ar leithead: agus ann-
sin biaidh an sanctóir, agus a náit
ro naomhtha.
4. Biáidh cuid naomhtha a nfearainn
aig na sagartaibh seirbhisigh na
sanctóra, noch thiucfas a ngar do
mhinistrálacht don Tighearna, agus
biáidh na háit agá ttighthibh, agus
na háit naomhtha don tsanctóir.
5. Agus fós na cúig mile fichiod
ar fad, agus na deich mile ar leithiod,
biáidh ag na Lebhitibh seirbhisigh an tighe
dóibh féin, mar sheilbh do fichid seomra.
6. Agus óirdeochaidh sibh seilbh na
caithreach cúig mile ar leithiod, agus
cúig mile fichiod ar fad thall as
coimhe offrála an roinnsin naomhtha:
biáidh sé ag tigh Israel uile.
7. Agus biáidh roinnsin ag an
bprionnsa ar aontaoibh, agus ar an
ttaoibh oile dofrail an roinnsiúin naomh-
tha, agus do sheilbh na caithreach as
coimhe offrála an roinnsin naomhtha, a-
gus as coimhe seilbh na caithreach ó náird
siar, agus ón ttaoibh soir leath soir,
agus biáidh an fad thall as coimhe aoin
do na roinnsiunnaibh ó nimiol siar gus a
nimiol soir.
8. Anns a bfearann biaidh a sheilbh a Nis-
rael, agus ní sáiréochaid mo phrionnsa-
dha ni sa mó mo dhaoine, agus do bhéruid
an chuid oile don dúthaigh do thigh Israel
do réir a ttreabh.
9. Is marso a deir an Tighearna
Dia, go madh lór libh, a phrionnsadha
Israel: áthruighidh [uaibh] foiréigion
agus milltechus, agus déanaidh breith-
eamhnus agus ceart: agus beiridh libh
bhur bfóirneart óm pobal, a deir an
Tighearna Dia.
10. Biáidh agaibh meadha * comthroma, * Lebhit. 19. 35. 36.
agus Ephah comthrom, 7 bát comthrom.
11. Biáidh an tephah, agus an
bat daóinmhiosúr, chor go ccoimhéochad
an bat an deachmadh cuid do homer, a-
gus an tephah an deachmad cuid do ho-
mer; biáidh a miosúr sin do réir an ho-
mer.
12. Agus budh fichte Gerah an * † Exod 30. 13. Lebhit. 27. 25. Uimh. 3. 47.
Secel: budh fichte Secel, cúig Secel fich-
ciod, 7 cúig Secel déag bhur Manéh.
13. Is í so a nofráil offráilfidhe, an
seisedh cuid do Ephah do homer chruith-
neachta, agus beantaói an seisedh cuid do
ephah do homer eorna.
14. A ttaobh órdaighthe na hola,
an bat ola, offráilfidhe an deachmadh
cuid do bat ón chor, noch is homer deich
mbat; óir is deich mbat an homer.
15. Agus áon uan as an ttréud
as dhá chéd, as inbhior mhéud Israel, mar
offráil bídh, agus offráil loisge, a-
gus mar offráil siothchána, do dhéanamh
athcháirdis dóibh, a deir an Tighearna Dia.
16. Do bhéruid uile dhaoine na tíre a
nofráil ar son an phrionnsa a Nisrael.
17. Agus budh é cuid an phrionnsa
offrála loisge, agus offrála bídh, agus
offrála dighe do thabhairt uatha anns na
féusdaibh, agus anns na reeibh núadha,
agus anns na Sabóidibh, ann uile solla-
mantas tighe Israel: gleusfaidh sei-
sion a nofráil peacaidh, agus a nof-
ráil bídh, agus a nofráil loisge, a-
gus na hoffrála siothchána do dhéanamh
athcháirdis do thigh Israel.
18. Is marso a deir an Tighearna
Dia, anns a chéidmhí, anns a chédlá don
mhí, glacfa tú bulóg óg gan cháidhe,
agus

agus glanfaiḋ tú an tsanctóir.

19. Agus glacfaiḋ an sagart d'fuil na hofrála pecaiḋ, agus cuirfiḋ ar phostaibh an tíge í, agus ar ceithre coirnéaluibh stóige na haltóra, agus ar phostaibh geata na cúirte is faide a stech.

20. Agus is marsin do dhéna tú an seachtmhaḋ lá don mhí ar son gach aóinduine dá cciontuigion, agus ar son an té bhíos simplidhe; marsin sioththánfaidhe an tigh.

21. Ansa chéidmhí, ansa cheathramhaḋ lá déug don mhí, biaidh an Cháisg agaibh, féusta seacht lá, arán gan loibhin iostar.

22. Agus ansa ló sin gléusfaiḋ an prionnsa dó féin, agus do'n uile pobal na tíge, bulóg mar ofráil pecaiḋ.

23. Agus seacht lá do'n féusta ullmhoḋa sé ofráil loisge an Tighearna, seacht mbulóga, agus seacht reithe gan cháidhe go láethamhail na seacht lá, agus meannán do na gabhraibh go láethamhail mar ofráil pecaiḋ.

24. Agus gléusfa sé ofráil bídh, eadhon ephah do gach bulóig, agus ephah don reithe, agus hin ola don ephah.

25. Ansa seachtmhaḋ mí, ansa chúigeaḋ lá déug don mhí do dhéna sé a leithéid sin * a bhféusta na seacht lá do réir na hofrála pecaiḋ, do réir na hofrála loisge, agus do réir na hofrála bídh, agus do réir na hola.

## CAIB. 46.

IS marso a deir an Tighearna Dia, doruis geata na cúirte is faide a stech féuchus leth soir, na sé lá oibre: ass oisceoltar é ansa tsábóid, agus a ló na rée nuáide biaiḋ sé osgailte.

2. Agus rachaiḋ an prionnsa a stech a slighe póirse an gheata taobh amuigh, agus seasfaiḋ sé ag posta an gheata, agus ullmhochaiḋ an sagart a ofráil loisge agus a ofráil síothchána, agus do dhéna sé adhradh ag tairrsigh an gheata: ansin racha sé amach, acht ní dhruidfighear an geata go nóin.

3. Mar an ccéadna adhorfaiḋ muintir na tíre go doras an gheata so a bhfiadhnuise an Tighearna, ansna sábóidibh, agus ansna réibh nuaḋ.

4. Agus buḋ í ofráil loisge ofrálas an prionnsa don Tighearna a ló na sábóide sé huain gan cháidhe, agus reithe gan toibheim.

5. Agus buḋ ephah a nofráil bídh do reithe, agus a nofráil bídh do na huanaibh, mar is féidir leis do thabhairt uaḋ, agus hin ola leis an ephah.

6. Agus a ló na gealuidhe nuáidhe bulóg óg gan toibheim, agus sé huáin, agus reithe: béid siad gan cháidhe.

7. Agus ullmhochaiḋ sé ofráil bídh, ephah do gach bulóig, agus ephah do gach reithe: agus do na huanaibh amhail roichfeas a lámh chuige, agus hin ola leis an ephah.

8. Agus an tan rachus an prionnsa a stech, rachaiḋ sé a stech a slighe póirse an gheata, agus rachaiḋ sé amach iona slighesion.

9. Acht a nuáir thiucfas muintir na tíre a láthair an Tighearna ansna féustaibh sollamanta, an té rachus a stech san tslighe thuáigh san gheata do adhradh, rachaiḋ sé amach a slighe an gheata theas: agus an té rachus a stech a slighe an gheata theas, rachaiḋ sé amach a slighe an gheata thuáigh: ni fillfe sé a slighe an gheata a ttáinic sé a stech, acht rachaiḋ sé amach ansa gheata ar a choinne.

10. Agus an prionnsa iona meadhon, a nuáir rachaid siad a stech, rachaid seision a stech, agus an tan rachaid siad amach, rachaidh seision amach.

11. Agus

11. Agus aṁsna féusttib, agus aṁsna sollamontaib budh Ephah a nofráil bidh leis an mbulóig, agus epha leis an reithe, agus hin ola leis an ephah.

12. Anois an tan sillfeocus an prionnsa ofráil loisge toilteanach nó ofráil síoṫċána go toilteanach don Tigearna, oisceolaidh áon aṁsin dó an geata féucus don leiṫ ṡoir, agus ofrálfa sé a ofráil loisge, agus a ofrála síoṫċána amhail do rinne sé a ló na sábóide: aṁsin imeochaidh sé roime, agus tar éis a dhula amach, druidfidh duine an geata.

13. Gléusfaidh tú go laéteamhail ofráil loisce don Tigearna, úan don ċéidbliaḋain gan ċáidhe; gléusfa tú é gach aonmaidin.

14. Agus gléusfa tú ofráil bídh do gach aonmaidin, an seisedh cuid do ephah, agus an treas cuid do hin ola do ċumasc leis an bplúr mín; ofráil bídh a ccomhnaidhe maille re hórduġadh síorraidhe don Tigearna.

15. Marso gléusfaid siad an túan, agus a nofráil bídh, agus a nola gach aonmaidin mar ofráil ġnáthaidh loisge.

16. Is marso a deir an Tigearna Dia, má bheir an prionnsa bronnadh ar bit d'aon da macaib, biáidh a oighreacht sin agá macaib: budh é sin a sealbh re hoighreacht.

17. Acht má bheir sé tiodhlacadh d'aon dá seirbiseachaib dá oighreacht, aṁsin budh leis é go bliadhain na saoirse: na dhiáighsin fillfidh an tiodhlacadh ċum an prionnsa, as biáidh a oighreacht da macaibh dóib féin.

18. Tuilleamh oile, ní béara an prionnsa cuid d'oighreacht na ndaóine diobh re héigion dá ndibirt amach as a seilb; acht do béara sé oighreacht dá macaib as a seilb féin, ionnus nach dispeargaoiltear mo pobal, gach aonduine as a seilb féin.

19. Na dhiáigh sin tug sé tríd an dul a steach mé, noch do bhí aig taóib an geata go seomraidhibh náomhtha na sagart, noch dféuc leiṫ tuáidh: agus féuc, do bhí áit aṁsin ar an dá taóibh leiṫ siar.

20. Aṁsin a dubhairt sé rium: so a náit a mbruithfid na sagairt ofráil an tsáruighthe, agus a nofráil peacaidh, ionna mbácalfaid a nofráil bídh: ionnus nach beurfaid siad amach iad do náomhadh an pobail.

21. Aṁsin tug sé amach mé don ċúirt dob faide amach, agus tug sé orum gabháil láimh re ceithre cointhibh na cúirte, agus féuc, do bhí cúirt aṁ gach coirnéul don ċúirt.

22. Do bádar cúirte a cceithre coirnéulaibh na cúirte ceangailte dhí, do ceathrachad cubhad ar fad, agus tríochad ar leithead: do bádar na ceithre coirnéilse daoinmhiosúr.

23. Agus do bhí obair núadh timċioll fá ccuáirt ionnta, timċioll fa ccuáirt an ceathrarsin, agus do rinnedh é go náitib bruithe faoi na péirsighib timċioll fa ccuáirt.

24. Aṁsin a dubhairt sé riom; is iad so áite na druinge bhruithios, mar a mbruithfid seirbhisigh an tighe íodbairt an pobail.

---

## Caib. 47.

Na dhiáighsin tug sé a rís mé go dorus an tighe, agus féuc, tangadar uisceadha amach ó faoi táirsigh an tighe leiṫ ṡoir: óir do ṡeas éadan tosaigh an tighe leiṫ ṡoir: agus tangadar na huisceadha núas ó taob deas an tighe don taóibh ó dheas do naltóir.

2. Aṁsin tug sé mé as slighe an geata budh tuáidh, agus rug sé leis mé aṁsa tslighe amuigh gus an ngeata amuigh, aṁsa tslighe féucus leiṫ ṡoir,

agus

leith soir, agus féuch, do riothadar
uisgeadha ar an ttaoibh deas amach.

3. Agus an tan do chuaidh an té a-
gá raibh an dorubha iona láimh amach
leith soir, do thomhais sé mile cubad,
agus thug sé misi thríd na huisgeadhaibh;
do bhádar na huisgeadha go nuige na mu-
ghairláin dam.

4. A ris do thomhais sé mile cubad,
agus thug sé misi thríd na huisgeadhaibh;
do bhádar na huisgeadha gus na glúnaibh:
a ris do thomhais sé mile, agus thug
sé misi thríd: do bhádar na huisgeadha
gus na leasracaibh

5. Na dhiaigh sin do thomhais sé mile,
agus do bhí na sruth nach ar féud mé dul
thairis: óir do éirgeadar na huisgeadha,
do shnámh ionta, abhuinn nár bféidir dul
thairse.

6. Agus a dubhairt sé riom, a mhic an
duine, an bfaca tú so? ansin rug sé
leis mé, agus thug sé orum filleadh
go bruach na habhann.

7. Anois an tan do fhill mé, féuch
† Taish 22.2. do bhádar so mórán crann * ar bruach na
habhann ar an ttaoibh si, agus ar an tta-
oibh oile.

8. Ansin a dubhairt seision riomsa,
silid na huisgeadha so amach leith ris an
ttír soir, agus téid sios ansa dio-
thram, agus téid gus an bfairrge: ar
na ttabhairt amach chum na fairrge, léigheo-
star na huisgeadha.

9. Agus tiucfaidh a ccrich go mairfidh
gach duine beó dá ccorruighion giodh bé
ar bioth taobh a riothaidh na huisgeadha;
agus biaidh iomad romhor éisg ionta,
do bhrigh go ttiucfaidh na huisgeadha an-
sin: óir béid slán, agus mairfidh gach
uile ni mar a ttiucfa an sruth.

10. Agus tiucfa a ccrich go seas-
faidh na hiascaire air, ó En-gedi go
Heneglaim: béid na náit leathnaighthe
lion amach, béid a néisg do réir a
ccinéil amhail éisc na fairrge móire, ro
iomadamhuil.

11. Acht ni leigeostar a áite lá-
báin sin, agus a áite uisgeamla, do
bhértar do dhéanamh salain iad.

12. Agus fásfaidh láimh ris a na-
bhuinn, ar a bruach ar an ttaoibh si agus ar
an ttaoibh oile, a nuile chrann chum bidh
nach ccrionfa a dhuille, nó nach ccaith-
fighear a thoradh: do bhéara amach toradh
nuadh do réir a mhios, do bhrigh gur
ghein iodar a nuisgeadha amach ón stanc-
tóir, agus biaidh a thoradh mar bhiadh a-
gus a dhuille * chum leighis. † Taish 22.2.

13. Is mar so a deir an Tighearna
Dia, budh i so an teórainn lé ngabhthaoi oi-
ghreacht na tíre do réir dá threabh déag
Israel: do gheba Ioseph dá chuid rona.

14. Agus gabhthaoise a oighreacht,
áon commaith ré chéile: noch ar thóg
misi mo * lámh suas dá ttabhairt † Gen. 12.7. & 17.18.
da bhur naithribhse, agus tuitfidh an & 26.3.
fearann orraibh mar oighreacht. & 28.13.

15. Agus budh i so teórainn a nfearainn
leathris an ttaobh thuaidh ón bfairrge móir
a slighe Hetlon, mar théid daoine go
Sedad:

16. Hamat, Berotah, Sibraim,
noch atá idir theórainn Damascus, a-
gus teórainn Hamat: Hasar-hatticon,
noch atá láimh ré cósta Habran.

17. Agus budh i an teórainn ón bfair-
rge Hasarenan, teórainn Dhamascus,
agus an tuaisceart budh thuaidh, agus
teórainn Hamat: agus isi so an taoibh
ó thuaidh.

18. Agus toimheostaoi an ttaobh
shoir ó Habran, ó Dhamascus, agus
ó Ghilead, agus ó tír Israel láimh ré
Iordan ón tteórainn gus an bfairrge
soir: agus isi so an táobh soir.

19. Agus an taoibh ó dheas budh dheas
ó Thamar go huisgeadhaibh na ccaingne, a
Ccades, an sruth gus an bfairrge móir;
agus isi so an táobh ó dheas budh dheas.

20. An táobh siar mar an ccéadna
budh i a nfairrge mhór ón tteórainn nó go
tti duine a nall ar coimhe Hamat: isi
so an táobh siar.

21. Mar sin roinnfidhe an fearann
so dhibh féin do réir threabh Israel.

22. Agus ttiucfa a ccrich, go
roinnfidhe é le crannchair mar oi-
ghreacht dibh féin agus do na
coimhighthéachaibh bhios ar cu-
áirt bhur measc, noch dá mbéartar

SSSSSS clann

clann an bhur measg: agus béid daoibh-
si mar dhaoinibh beartar ann sa tír a
measg chloinne Israel, do gheabhaid siad
oighreacht agaibh a measg threabh Israel.
23. Agus tiucfaidh a ccrich, gidh
bé treabh iona ccoimhneochaidh an coimhtigh-
each, gurob ann sin do bhéarthaoi oighreacht
dó, a deir an Tighearna Dia.

---

## CAIB. 48.

ANois is iad so anmanna na
ttreabh ón chionn thuaidh go
córsa shlighe Hethlon, mar
théid duine go Hamat, Ha-
sarenan, teóra Dhamas-
cus don leath thuaidh, go córsa Ha-
mat (óir is iad so a thaóbha soir a-
gus siar) [cuid roinna] do Dhan.
2. Agus láimh ré teórainn Dan ón
taóibh shoir, eadhon go nuige an ttaoibh
shiar [cuid roinna] do Aser.
3. Agus láimh ré teórainn Aser
ón taoibh shoir, eadhon go nuige an taoibh
shiar [cuid roinna] do Naphtali.
4. Agus láimh ré teórainn Naphta-
li ón táoibh shoir gus an dtaóibh shiar:
[cuid roinna] do Mhanasseh.
5. Agus láimh ré teórainn Mha-
nasseh, ón taóibh shoir gus an taóibh
shiar [cuid roinna] do Ephraim.
6. Agus láimh ré teórainn Ephraim
ón taóibh shoir, gus an ttaóibh shiar:
[cuid roinna] do Reuben.
7. Agus láimh ré teórainn Reuben
ón ttaóibh shoir gus an ttaóibh shiar
[cuid roinna] do Iúdah.
8. Agus láimh ré teórainn Iúdah
ón ttaóibh shoir gus an ttaóibh shiar
budh í sin a nofráil noch ofráilfidhe don
chúig mhíle fichiod slat ar leitheid, a-
gus ar fad amhail cuid do na cod-
chaibh oile, ón taóibh shoir gus an
ttaóibh shiar; agus biáidh an tsanc-
tóir iona lár.
9. Biáidh a nofráil do bhéarthaoi don
Tighearna cúig mhíle fichiod ar fad, a-
agus deich mile ar leithiod.
10. Agus is dóibhsin eadhon do na
sagartaibh bias a nofráil naomhtha-
so don leith thuaidh cúig mhile fichiod
ar fad, augs don leith shiar deich mile
ar leithiod, ⁊ don leith soir deich mile
ar leithiod, agus don leith theas cúig mile
fichiod ar fad, agus biáidh sanctóir
an Tighearna iona lár sin.
11. Budh leis na sagartaibh é atá
náomhtha do mhacaibh Sádoc, noch do
choimhéd mo órduighthesi, nach deachaidh ar
seachrán an tan do chúadar clann Is-
rael ar seachrán, mar do chúadar na
Lebitigh ar seachrán.
12. Agus budh ní ro naomhtha
dóibhsion ofráil a bhfearainnsi do bhear-
thar amach láimh ré teórainn na Lebi-
teach.
13. Agus biáidh ag na Lebitibh thall
as coinne na sagart, cúig mile fichiod,
ar fad, agus a leithiod deich mile.
14. Agus ní reacfaid siad é, agus
ní mhalairtfid, ní mó béurfaid úatha
féin primhidil a bhfearainn: óir atá sé
náomhtha don Tighearna.
15. Agus biaidh na cúig mile do
fágbhadh ann sa leitheid thall as coinne na
ccúig mile fichiod, na áit neamhnáomhtha
don chathraigh, chum áitreibhthe, agus
mar chuimhinibh, agus biáidh an chathair io-
na lár.
16. Agus budh iadso a ttomhais
sin, an taóibh thuaidh ceithre mile agus
cúig chéad, agus don taóibh theas ceith-
re mile agus cúig chéad, agus don
taóibh shoir ceithre mile agus cúig
chéad, agus don taóibh shiar ceithre
mile agus cúig chéad.
17. Agus biáidh cuimhinidhe na caith-
reach don leith thuaidh, dá chéad agus
caogad, agus leath ris a noirthear dá
chéad ⁊ caogad, agus don leath shiar dá
chéad agus caogad.
18. Agus an chuid oile ar leithne
thall as coinne ofrála na roinna náom-
tha, biáidh deich mile don leith shoir,
agus deich mile don leith shiar: agus
biáidh sé thall as coinne ofrála na coda
náomhtha,

náomṫa, agus biáiḋ a bisgċ sin mar beṫa don druing ḟriṫeolas don caṫraiġ.

19. Agus an méid friṫeolas don ċaṫraiġ, foiġeonaiḋ di as uile ṫreiḃiḃ Israel.

20. Buḋ cuig míle fiċċiod a nofráil uile, le cuig míle fiċċiod: ofráilfiḋe a nofráil naomṫa, ceṫairbeṅach maille ré seilḃ na caiṫrech.

21. Agus biáiḋ an fuiġioll ag an bprionnsa ⁊ áontáoiḃ agus ⁊ an ttaóiḃ oile do nofráil náomtha, agus do seilḃ na caiṫreċ ṫall as coiṁe na ccuig míle fiċċiod, do nofráil leṫ ris an ttéorainn soir, agus leṫ siar ṫall as coiṁe na ccuig míle fiċċiod leṫ ris an ttéorainn siar ṫall as coiṁe cuid roṅa an prionnsa, agus buḋ i sin a nofráil náomṫa, agus biáiḋ sanctóir an ṫiġe iona lár sin.

22. Tuilleaḋ oile, buḋ leis an bprionnsa ó seilḃ na Lebiteċ, agus ó seilḃ na caiṫrech ar mbeiṫ a lár an neiṫe is leis an bprionnsa, idir téorainn Iúdah, agus téorainn Bheniamin.

23. Ar son na coda oile do na treiḃiḃ ón taóiḃ soir gus an taóibh siar, biáiḋ [roinn] ag Beniamin.

24. Agus ag téorainn Bheniamin ón taóiḃ soir gus an taóiḃ siar do ġeḃaiḋ Simeon [roinn].

25. Agus ag téorainn Shimeon ón taóiḃ soir gus an taóiḃ siar do ġeba Isachar [roinn]:

26. Agus ag téorainn Isachar ón taóiḃ soir gus an taóiḃ siar do ġeba Sebulun [cuid roṅa].

27. Agus ag téorainn Shebulun ón taóiḃ soir gus an taóiḃ siar biáiḋh [cuid roṅa] ag Gad.

28. Agus ag téorainn Ghad don taóiḃ ṫeas leṫ ris an deiscert, biáiḋ an téora eadhon ó Thamar gus na srotaiḃ imreasain an Cades, agus gus a nabainn leṫ ris an bfairge móir.

29. Is é so an fearann roiṅfiḋes lé crannċar do ṫreiḃiḃh Israel mar oiġreaċt, agus siad so na roṅa, a deir an Tiġearna Dia.

30. Agus siad so dula amaċ na caiṫreċ don taóibh thuáiġ, ceiṫre míle, agus cuig ċéd miosúr.

31. Agus biáiḋ geataḋa na caiṫreċ do réir anman ṫreiḃh Israel, trí geata thuáiġ; aoin geata do Reuben, aóingeata do Iúdah, aoingeata do Lebi.

32. Agus don taóibh soir ceiṫre míle, agus cuig ċéd, agus trí geata; agus aon geata do Ioseph, aon geata do Bheniamin, áon geata do Dhan.

33. Agus don taoibh ṫeas ceiṫre míle, agus cuig ċéd miosúr, agus trí geata; aoingeata do Shimeon, aóin geata do Isachar, aóingeata do Shebulun.

34. Don taóibh siar ceiṫre míle, agus cuig ċéd maille ré na ttrí geataiḃ, aongeata do Ghad, aóingeata do Aser, aóingeata do Naphtali.

35. Do bí sé timċioll fa ccuáirt ocht míle déag miosúr: agus buḋ é ainm na caiṫhreċ ón ló sin * atá, an Tiġearna ann sin.

† Jehovah Shammah.

# Leabhar a Nfaigh Daniel.

## CAIB. I.

† 2 Riogh. 24. 2. 2 Chroin. 36. 6.

ANnsa treas bliaḋain do rioġ-
aċt * Iehoiacim Riġ Iúdah,
tháinic Nebuchadnessar
Riġ na Babilóine go Hieru-
salem, agus do ċuir campa iona tim-
ċioll.
2. Agus tug an Tiġerna Iehoia-
cim Riġ Iúdah iona láim, maille le cuid
do ṡoiṫiġib tiġe Dé, noċ rug sé go tir
Shinar, go tigh a dé féin, agus rug
sé na soiġṫiġe go tiġ ionṁuis a
dhé.
3. Agus do labair an Riġ re As-
penas, maiġistir a ċailtenach, ċor
go ttugaḋ sé leis cuid do ċlainn Isra-
el, agus do ṡliocht an Riġ, agus do
na prionnsaiḋib.
4. Clann ann nach raib aineim ar
bioṫ, aċt iad sgiamaċ agus glic ann-
sa nuile egna, agus glicċéillsec san
nuile eolus, agus eladhuin tuigsionaiġ,
agus drong agá raib cumas ionta
ċum seasta a bpálás an Riġ, agus da
múinfedis foglaim ⁊ tenga na Ccaldeá-
nach.
5. Agus dóroiġ an Riġ dóib be-
ṫa láeṫeamuil do biaḋ an Riġ, agus
do ṫfion dar ib sé: mar sin agá noi-
leamuin tri bliaḋna, go maḋ féidir leó
a ccionn na haimsire sin sesaim a la-
ṫair an Riġ.
6. Anois do ḃí iona measg so do
ċloinn Iúdah, Daniel, Hananiah, Mi-
sael, agus Asariah:
7. Dá ttug prionnsa na ccaltenaċ
anmanna; óir tug sé ar Dhániel Bel-
tesassar; agus ar Hanamah, Sa-
drac; agus ar Mhisael, Mesach;
agus ar Asariah, Abednego.
8. Aċt do ṫriall Dániel iona ċroi-
ḋe naċ saileoċadh sé é féin lé cuid
bioḋ an Riġ, nó leis an bfion do ibeaḋ
sé: uime sin diarr sé ar ṗrionnsa na
ccaltenach nach salċaḋ sé é féin.
9. Anois tug Dia Dániel a bfa-
bar agus a ngráḋ dúṫraċtaċ ṗrionnsa
na ccaltenaċ.
10 Agus a dubairt prionnsa na ccal-
tenaċ re Dániel, is egal liom an Ti-
ġerna mo Righ, noċ ċóroiġ bur mbi-
iaḋ, agus bur ndeoċ: óir cred as a
bfaicfeaḋ sé bur naiġṫeṡi ní sa measa
a ccruth ná an ċlann atá dá bur sórt?
annsin cuirfiḋe misi a nguáis mo ċinn ag
an Riġ.
11. Annsin a dubairt Dániel re Mel-
sar, noċ do ċuir prionnsa na ccalte-
naċ ós cionn Dhániel, Hananiah, Mi-
sael, agus Asariah.
12. Dearb do ṡeirbisiġ, iarruim ort-
ċuirge ort, ar feaḋ deiċ lá, agus tu-
gaidis dóib pisenaċ re ithe, agus
uisge re ól.
13. Annsin féuċtar ar ar ngnúisib
dot laṫair si, agus ar ġnúisib na
cloinne iṫios do ċuid rona bioḋ an Righ:
agus amhuil do ċifios tú, déna re do
ṡeirbiseċaib.
14. Mar sin dáontuiġ sé ris annsa
ċuis si, agus do indearb sé iad ar feaḋ
deiċ lá.
15. Agus a ccionn deiċ lá do ċon-
cas a ngnúise ní is breáġḋa agus ní is
reime a bfeóil ná an ċlann uile, noċ a
duáiġ do ċuid rona bioḋ an Riġ.

16. Mar so

16. Marso do rug Melsar leis
cuid roṁa a mbiḋ, agus an fion do ibe-
dis, agus tug sé pisgnac dóib.
17. Ar son an ceaṫrair óglaċ so, tug
Dia eolus agus gliocus dóib ann sa
nuile foghluim ⁊ eagna, ⁊ do bí tuigsi ag
Dániel ann sna huile fisib ⁊ aislingib.
18. Anois a ccionn na laeṫeaḋ a
ndubairt an Rig go ttiubraḋ sé a steaċ
iad, ann sin tug prionnsa na ccailteanac
a steaċ iad a laṫair Nebucadnessar.
19. Agus do ċomráiḋ an Rig riu,
agus níor friṫ áon iona measg uile cos-
muil ré Dániel, Hananiah, Misael, a-
gus re Hasariah: uime sin do seasadar
a laṫair an Rig.
20. Agus fuáir an Rig iad ni buḋ
feárr deiċ nuáire náid na draoíṫe uile,
agus na hastroluigṫe uile da raib ann
a rioġaċt uile, ann sna huile ċúrsaib eag-
na ⁊ tuigsiona dar fiafruig sé díob.
21. Agus do ċonnaiġ Dániel gus an
ccéidbliaḋain do rioġaċt an Rig Cirus.

---

CAIB. 2.

AGus ann sa dara bliadain do
rioġaċt Nebucadnessar, do
ċonnairc Nebucadnessar ais-
linge, ler buáiḋreaḋ a spio-
rad, agus dimtiġ a ċodlaḋ uaḋ.
2. Ann sin do ḟuágair an Rig na dra-
oíṫe do ġairm, agus na hastroluigṫe,
agus na fáistinig, agus na Caldeá-
naiġ cum a aislingeaḋ do ṫaisbenaḋ don
Rig: * ann sin tangadar, agus do
*Caib. 1.19. seasadar a bfiaḋnuise an Rig.
3. Agus a dubairt an Rig riu, do
ċonnairc mé aisling, agus do bí mo spi-
oraid buáiḋearṫa dfaġáil feasa na hais-
linge.
4. Ann sin do labair na Caldeánaiġ ris
*Caib. 3.9. an Rig a Siriac, a Rig *, mair go bráṫ:
innis dot seirbíseaċaib a naisling, agus
foillseoċaimne an ċiall duit.
5. Do freagair an Rig, agus a du-
bairt sé ris na Caldeánaċaib, dimtiġ an
ni uáimsi: muna ttugṫáoise fios na
haislinge maille re na céill, gearrfuig-
ṫear a bpíosaib sib, agus do déantar
cárn aoiliġ dá bur ttiġṫib.
6. Aċt má ṫaisbéantaói a naisling
agus a ciall, do ġebṫaói bronnta uáim-
si, ⁊ luaiġeaċt, ⁊ onóir mór: uime sin
foillsiġiḋ a naisling dam ⁊ a ċiall.
7. Do freagradar a ris, ⁊ a du-
bradar, innseaḋ an Rig da seirbíseaċaib
a naisling, ⁊ taisbeanfam a ċiall dó.
8. Do freagair an Rig agus a dubairt,
atá a fios agam go deimin go mbeara
sib a naimsir lib, do briġ go bfaicṫi
go ndeaċaiḋ an ni uáimsi.
9. Aċt muna ttugṫaói fios na
haislinge damsa, ni bfuil aċt aon-
breaṫ amáin oruib: óir dullmuigeabair
bréaga, agus briaṫra salċa da labairt
dom laṫairsi, nó go náṫruiġṫear an aim-
sir: uime sin innsiḋ damsa a naisling,
agus aiṫeonuiḋ mé gur féidir lib a ċi-
all do ṫaisbenaḋ dam.
10. Do freagradar na Caldeánaiġ
a laṫair an Rig, ⁊ a dubradar, ni bfuil
duine ar an ttalam fédas cúis an Rig
dfoillsiuġaḋ: uime sin ni bfuil Rig nó
tiġearna ná uáċtarán iarrus a leiṫéid
sin do ni ar draoí, nó ar astroluiġe,
nó ar Chaldeánaċ.
11. Agus is ni annam iarrus an
Rig, agus ni bfuil áon ar bioṫ oile
fédas a foillsiuġaḋ a laṫair an Rig aċt
na déé naċ deán a ccomnuiḋe a bfeóil.
12. Ar son na cúise, do bí an Rig
feargaċ, agus ro fioċmar, agus dfu-
ágair sé daoine críonna na Babilóine uile
do sgrios.
13. Agus do ċuáiḋ a naiṫne amaċ,
go muirfiḋe na daóine críonna, agus
diarradar Dániel, agus a ċompanaiġ
ré a marbaḋ.
14. Ann sin do freagair Dániel maille
ré comairle, agus re heagna do Arioċ
caiptin gárda an Rig, noċ do ċuáiḋ a-
maċ do marbaḋ daóine glioca na Ba-
bilóine.
15. Do freagair sé, ⁊ a dubairt re Ari-
oċ caiptin an Rig, creud fa bfuil a nfu-
ágra comdeiṫnioseaċ sin ón Rig? Ann sin
dfoillsiġ Arioċ an ċúis do Dhániel.
16. Ann sin

16. Aṅsin do ċuáid Dániel a steaċ, agus diarr sé ar an Rig aimsir do thabhairt dó féin, agus go ttiubhradh sé don Rig ciall na [haislingthe.]

17. Aṅsin do ċuáid Dániel dá thig, agus do innis an ni do Hananiah, Misael, agus Azariah, a ċompánaiġ:

18. Go niarradaois grása ar Dhia neime a ttaobh na seicréide-si; ċor nach báiseoċaidh Dániel, nó a ċompánaiġ maille ris an ccuid oile do dhaóinibh glioca na Babilóine.

19. Aṅsin do foillsiġeadh an tseicréid do Dhániel a bhfis oidċe: aṅsin do bheannaiġ Dániel, Dia neime.

† Psal. 11. 3. 2. & 115.18.

20. Do freagair Dániel, agus a dubhairt, * go madh beannaiġthe bhias ainm Dé go saoġal na saoġal: óir is aige atá eagna agus cumas.

21. Agus áthruiġidh sé na haimsera, agus na huáine: áthruiġidh sé Riġthe, agus cuiridh sé Righthe suas: do bheir sé eagna do na daóinibh glioca, agus eólus don méid aithniġios tuigsi.

22. Foillsiġidh sé na neithe doimhne, agus seicréideċa: atá fios an neithe bhios san dorċadus aige, agus comnuiġidh an solus iona foċair.

23. Buidheċus uaim duit, agus molaim thú, a Dhé maithreadh, noch thug eagna agus cumasa dam, agus dfoillsiġ dam anois an ni diarramar ort: óir anois dfoillsiġ tú dúinn cuis an Rig.

24. Uimesin do ċuáidh Dániel a steach a ccionn Arioch, noch dóordaiġh an Rig ċum daóine glioca na Babilóine do sgrios: do ċuaidh sé, agus a dubhairt ris mar so, ná marbh daóine glioca na Babilóine: beir misi a steċ a lathair an Rig, agus foillseoċa mé don Rig an ċiall.

25. Aṅsin rug Arioch Dániel a bhfiaġnuise an Rig maille re deithnios, agus a dubhairt ris mar so, fuáir mé duine do bhraiġdibh Iúdah mheoras don Rig an ċiall.

26. Do freagair an Rig, agus a dubhairt ré Dániel, dar bainm Belteshassar, an bféadann tusa a naisling noch do ċonnairc mé, agus a ciall dfoillsiuġadh damsa?

27. Do freagair Dániel a bfiaġnuise an Rig, agus a dubhairt; an tseicréid noch dfiafruiġ an Rig ni fédid na draóite, na daóine glioca, na haslrolaiġe, agus na fáisdiniġ a hinnsin don Righ;

28. Acht atá Dia ar neamh, foillsiġeas seicréide, agus do beir a fios do Nebuċadnesar an Rig creid bias aṅsna laeṫibh deiġionaċa. Is iad so haislingte, agus fise do ċinn ar do leaba.

29. Ar do sonsa, a Rig, tangadar do smuaintiġte ann hintinn ar do leabaidh, creid do tiucfadh a ccrich na diaigsin: agus an té foillsiġios na seicréide do taisbein sé, duitsi creid tiucfas ann.

30. Acht ar mo sonsa, ni damsa do foillsiġeadh an tseicréidsi, ar son gliocais ar bit dá raibh ionnam ni is mó ná aondaine béo, acht ar son na ndaoine foillseoċus an ċiall don Rig, agus ċor go mbia fios smuaineadh do ċroide féin agadsa.

31. Do ċonnairc tusa, a Righ, agus dféuċais ar iomáig móir: do sheas an iomáig mórso, noch ar boirbeirc a ḋollradh, as do ċoinne, agus dob imeglaċ a deilbh.

32. Do budh dóir fíre ceann na hiomáige, a hucht agus a láma dairgiod, a bolg agus lesraċa do prás,

33. A cosa diarann, a troiġte cuid do niarann, agus cuid na ccriaidh.

34. Dféuċ tú nó gur gearradh cloch amach gan láma, noch lear buáileadh a niomáig ar a cosaibh do bi diarann 7 do ċriáidh, 7 do bhris na mbloġaibh iad.

35. Aṅsin do briseadh an tiarann, an ċré, an prás, an tairgiod, agus an tór, na ccodċaibh a naóinfeacht, agus do rinneadh diob amhail cáiṫ urláir buáilte san samradh, agus rug an gáoth lé

Dan. 4. 3. & 6. 2. 7. 14. 26. Luc. 1. 33.

lé iad, nac frith áit ar bioth dóibh: a-
gus do ringeadh sliabh mór don chloich
do buáil a níomáigh, agus do líon sé
an talamh uile.
36. Asi so a naisling; agus
innéosam a ciall a laṫair an Ríg.
37. Thusa a Ríg, atáoi ad Righ
ós Ríoghuibh: óir tug Dia neimhe duit
ríoghacht, cumhacht, ⁊ neart, ⁊ glóir.
38. Agus gioḋ bé áit a naiṫ-
rigid clann na ndaóine, beaṫuigh na
talmhan, ⁊ éunlaiṫ neimhe, tug sé ad
láimhsi iad, agus do rinne sé úachtarán
diot ós a ccionn uile: is tú an ceann óirsi.
39. Agus ad diaighsi éireochuidh
ríoghachd eile is lúgha ná ṫusa, agus
an treas ríoghachd eile do ṗrás, noch
bhéarus úachdaranachd ós cionn na talmhan
uile.
40. Agus biáiḋ an ceaṫramhaḋ ríogh-
acht láidir amhuil iarann; óir brisiḋ an
tiarann, agus claóidhiḋ a nuile ni: a-
gus amhuil brisios an tiarann iad so
uile, brisfiḋ fós agus brúighfiḋ é.
41. Agus amhuil do ċonnairc tú na co-
sa, agus na méir cuid do ċriáiḋ an
ṗotadóra, agus cuid diarann; roinn-
fidhior an ríoghachd, acht biáiḋ innte do
neart a niaruinn, an tionad iona bfa-
ca tú an tiarann cumaisce lé criáiḋ
ṡuáite.
42. Agus mar do bádar méir na
ccos cuid diarann, agus cuid do ċriáiḋ;
marsin bias an ríoghachd, biáiḋ ċuid di
láidir, agus cuid briste.
43. Agus an tionad a bfaca tú
an tiarann cumaiscṫe lé criáiḋ láibe,
cumaiscfid siad iad féin lé sliocht
daóine nac greamachuiḋ aon diobh dhá
ċéile, amhuil do ni an tiarann cumaisce
lé criáiḋ.
44. Agus a láeṫib na Ríogh so
Cab. 4. 3. cuirfiḋ Dia neimhe ríoghachd súas * nac
4. & 6. 27. sgriosfuighear go bráṫ: agus ni fuig-
7. 14. 26. figher an ríoghachd ag daóinib eile acht
4. 7. brisfiḋ sí iona ccodċuib, agus dibeoruiḋ
1. 33. na ríoghachda uile, ⁊ seasfuiḋ sí go bráṫ.
45. An tionad a bfaca tú gur
gearrad ċloċ as a tsliabh, amach gan
láma, ⁊ gur bris sí an tiarann na blo-
duib, an prás, an ċré, an tairgiod, ⁊ an
tór: do rad Dia mór a ḟios don Ríg
cred ṫiucfas a ccrić na diaighso: ⁊ a-
tá a naisling dearbhṫa, ⁊ a ciall daingi-
on.
46. Annsin do ṫuit an Ríg Nebu-
ċadnessar ar a aghaidh, agus dumhl-
uigh sé do Dhániel, agus daiṫin sé
go nofralaidis iodhbairt, ⁊ bolaḋ cumhra
dó.
47. Do ḟreagair an Ríg do Dhániel,
agus a dubhairt, is dearbh gur Dia na
ndée bhur Ndiasa ⁊ Thigearna ar Ríogh-
uibh, ⁊ foillsiṫeoir seicréideaḋ, ó dféad
tusa an tseicréidse dfoillsiughaḋ.
48. Annsin do rinne an Ríg duine
mór do Dhániel, agus ṫug sé iomad
tiodhlaiceaḋ dó, agus do rinne sé úachda-
rán de ós cionn uile ṗrobhinse na Babi-
lóine, * agus úachdarán ós cionn uile † Caib. 4. 9.
daóine glioca na Babilóine.
49. Annsin diarr Dániel ar an Ríg,
agus do ċuir sé Sadrach, Mesach, a-
gus Abednego ós cionn gnoṫuigheadh
ṗroibhinse na Babilóine: acht do ṡuigh
Dániel a ngeata an Ríg.

## CAIB. 3.

DO rinne Nebuchadnessar an
Ríg iomáigh óir, iona raibh
tri fiṫċid cubad ar áirde-
inte, agus sé cubaid ar
leiṫead, agus do ċuir sé súas i a
réiṫeach Dúra a bproibhinse na Babi-
lóine.
2. Annsin do ċuir Nebuċadnessar
an Ríg cruinniughaḋ a bfoċair a ċéile ar
na prionnsadhuibh, ar na húachdaránuibh,
ar na caiptinib, ar na breiṫeamhnuibh, ar
na treisinerib, ar na comhairlechuib, ar na
Siorriaim, agus lucht riagluiḋ na
bprobhinseaḋ uile teacht ċum coisreagtha
na híomáighe, noċ do ċuir Nebuċadnes-
sar an Ríg súas.
3. Annsin do cruinnigheaḋ a bfoċair a
ċéile na prionnsada, na huachdarain,

na caiptiniġ, na breiṫeaṁuin, na treisinere, na comhliġ, na Siorraim, agus uile riaġlóiriġe na bproibinseaḋ, ċum coisreacta na híomáiġe, do ċuir Nebucadnessar an Riġ suas; agus do ṡeasadar as coiṁe na híomáiġe do ċuir Nebuchadnessar an Riġ suas.

4. Annsin do fúagair an bollsgair go hárd, do haiṫniġeaḋ diḃsi a ḋaoine, a ṫiortha, agus a ṫeangṫa,

5. Gidh bé an biot uáir do ċluinfiḋe an buaball dá ṡéideaḋ, an flúit, an ċláirseaċ, sacbut, psaltair, dulcimer, agus a nuile ṡórt ceóil, go nuimleoċtaói sios, agus go naḋartaói a níomáiġ órḋa do ċuir Nebuchadnessar an Riġ suas.

6. Agus gidh bé naċ léigfe é féin sios, agus adhraḋ, tteilgfiġear a nuáirsin féin é a lár fuirneise lasamhla.

7. Uimesin an tan do ċúalaiḋ an pobal uile fuáim an buabuill, na fliúte, na cláirsiġe, na psaltraċa, sacbut, agus a nuile sórt ceóil, do léig na huile ḋaoine, crioċa agus teangṫa sios iad, agus do aḋradar a níomáiġ órḋa do ċuir Nebucadnessar an Riġ súas.

8. Ar a naḃbarsin ṫangadar dream do na Caldeánaċaiḃ an tan sin a laṫair, agus ḋéiliġiodar na Iúduiġe.

9. Do labradar, agus a dubradar ris an Riġ Nebucadnessar, a Riġ, mair go braṫ.

10. Thug tusa, a Riġ, fúagra gaċ uile ḋuine dá ccluinfeaḋ fuáim na hadharce, na fliuíte, cláirsiġe, sacbut, psaltraċa, dulcimer, agus a nuile ṡórt ceóil, go léigfidis sios iad, agus go naiḋeoraidis a níomáigh órḋa.

11. Agus giodh bé ar bioṫ naċ léigfeaḋ é féin sios, agus naċ aḋradh, go tteilgfiḋe a lár fuirnise loisgniġe lasamhla é.

12. Atáid drong áiriġ do Iúduiġiḃ, noċ do ċuir tú ós cionn gnoṫuiġeaḋ proibinnsi na Babilóine Sadrac, Meisach, agus Abednego: ni ṫugadar na daóinesi, a Riġ, meas ortsa, ni ḟoġnuid dot ḋéeiḃ, ni mó aḋruid a níomáiġ órḋa do ċuir tú súas.

13. Annsin daiṫin Nebuċadnessar iona buile agus iona ḟeirg Sadrach, Meisach, agus Abednego do ṫabhairt ċuige; annsin ṫugadar na daóinesi a laṫair an Riġ.

14. Do labhair Nebuċadnessar, agus a dubhairt se riú; an fior a Shadrach, Mhesach, agus Abednego? naċ bfoġantaoi dom ḋéiḃsi, agus naċ adarṫaoi a níomáiġ órḋa ċuir mé suas.

15. Anois má biṫi réiḋ giodh bé ar bioth uáir ċluinfiḋe fuáim an búabuill, na fliuíte, cláirsiġe, sacbut, psaltraċ, agus dulcimer, agus a nuile ṡórt ceóil go nuimleoċtaoi sios, agus go naiḋeorṫaoi a níomáiġ noċ do rinne misi, [is maiṫ é]: as muna naḋarṫaoi, teilgfiġear a nuairsin féin sib a lár fuirnise lasarḋa: agus cia hé an Dia sin ṡáorfas as mo láimse sib?

16. Do ḟreagair Sadraċ, Meisach, agus Abednego, agus a dubradar ris an Riġ; o a Nebuchadnessar, ni bfuil suim aguinn freagra do ṫabhairt ort annsa ċuisi.

17. Mas amhlaiḋ atá, is féidir leir Ndia féin dá bfoġnamaoid ar saoraḋ ó nfuirnis lasarḋa loisgniḋ, agus sáorfa sé sinn as do láimsi, a Riġ.

18. Aċt muna ndéarna, bioḋ a fios agadsa, a Riġ, naċ déanam seirbis dot ḋéeiḃsi, ni mó aiḋeoram a níomáiġ órḋa do ċuir tú súas.

19. Annsin do bí Nebuċadnessar lán do ċuthaċ, agus daṫruiġ deilb a aiġṫe a naġaiḋ Shadrach, Mhesach, agus Abednego: uimesin do labhair sé, agus do aiṫin sé a nfuirnis do ṫéġaḋ seaċtuaire ni is mó ná mar cleaċtaoi a téġaḋ.

20. Agus do aiṫin sé do na daóinibh budh neartṁuire do bí iona ṡlúaġ Sadrach, Meisach, agus Abednego, do ċeangal, agus a tteilgion ansa bfuirnis loisgniġ teineaḋ.

21. Annsin do ceanglaḋ na daóinesi iona ccótaiḃ, iona ttriusaiḃ, agus iona

na mbirréadaiḃ, agus iona néadaiġiḃ eile, agus do teilgiodh a lár na fuirnise loisgniġe lasarḋa iad.

22. Ar a naḋḃarsin do ḃriġ go raiḃ aiṫne an Riġ éigiontaċ, agus a nfuirnis te go hiomarcaċ, do ṁarḃ lasair na teineaḋ an ḋrong do ṫóig suas Sadrac, Mesac, agus Abednego.

23. Agus do ṫuiteadar an triur fearso, eadhon Sadrac, Mesac, agus Abednego ceangailte a lár na fuirnise loisgniġe teineaḋ.

24. Ann sin do ḃi an Riġ Nebucadnesar lán dúaṁan, agus d'éiriġ sé súas go deiṫniosaċ, agus do labair, agus a dubairt re na ċomhairleaċaiḃ, nac triur fear do ṫeilgeamar ceangailte a lár na teineaḋ? do ḟreagradarsan, agus a dubradar ris an Riġ, is fíor a Riġ.

25. Do ḟreagair seision agus a dubairt sé, féuċ do ċimse ceaṫrar sgaoilte ag siubal a lár na teineaḋ, ⁊ ni ḃfuil doċar ar bioṫ orra: ⁊ is cosṁuil gnúis an ċeaṫramaḋ duine re mac Dé.

26. Ann sin ṫáinic Nebuchadnesar láiṁ re béul na fuirnise loisgniġ teineaḋ, agus do labair sé, agus a dubairt, a Shadrac, Mhesac, ⁊ Abednego, sibse a ṡeirbhisiġ an Dé is ro áirde, tigiḋ amaċ, agus tigiḋ ann so. Ann sin ṫáinic Sadrac, Mesac, agus Abednego amaċ as lár na teineaḋ.

27. Agus iar ccruinniuġaḋ do na prionsaḋaiḃ, na riaġlóiriġiḃ, agus na caiptinib, agus comhairleaċaiḃ an Riġ a ḃfoċair a ċéile, do ċoncadar na daoinesi, ar nac raiḃ cumas ar bioṫ ag an tteine ar a ccorpuiḃ, ni raiḃ ruibe dá cceann loisge, ni mó do hátruiġeadh a ccótaḋa, ni mó do ḃean bolaḋ na teineaḋ riu.

28. Ann sin do labair Nebucadnesar, agus a dubairt sé, go maḋ beannuiġṫe Dia Shadrac, Mhesac, agus Abednego, noċ do ċuir a aingeal uaḋ, agus do ṡaor a ṡeirbhisiġ, do ċuir a ndóiṫċeas ann, agus do ṫarcuisniġ briaṫar an Riġ, ⁊ d'aontuiġ a ccorp go nac ḃfoiġeonaidis ⁊ nac dioeoraidis dée ar bioṫ aċt a nDia féin.

29. Uime sin do niṁse órduġaḋ na huile ḋaoine, ċineaḋaċa, agus teangṫa, noċ labrus aoinni nac cóir a naġaiḋ Dé Shadrac, Mhesac, agus * Abednego † Caib. 2. 5.
do ġearraḋ na bpiosuiḃ, agus cárn aóiliġ do ḋéanaṁ dá ttiġṫiḃ; do ḃriġ nac ḃfuil Dia ar bioth oile féudus tárṫáil ar an moḋso.

30. Ann sin dárduiġ an Riġ Sadrac, Mesach, agus Abednego a bprobinnse na Babilóine.

---

## Caib. 4.

Nebuchadnesar an Riġ cum a nuile pobal, cineaḋaċa, agus teangṫa áiṫreabus ar an ttalam uile, go meuduiġṫear síoṫċáin dib.

2. Do ṁeas mé gur maiṫ ré ṫaisbeanaḋ na comarṫaḋa, agus na hiongantas dfoillsiuġaḋ, do oibriġ an táird Dhia leaṫ riomsa.

3. Creud méud a ċomarṫaḋa, agus créud ċumasuiġ a iongantaḋ; is ríoġaċt síorruiḋe * a ríoġaċt, agus atá ‡ Caib. 2. 44.
a ṫiġearnus ó ġinealaċ go ginealaċ.

4. Do ḃi misi Nebuċadnesar a suáimneas ann mo ṫiġ, agus ag oirḋearcaḋ ann mo pháláς.

5. Do ċonnairc mé aisling do ċuir eagla orum, agus do buáiḋir smuáintiġṫe ar mo leabuiḋ mé, agus fise mo ċinn.

6. Uime sin do rinne mé órduġaḋ daoine glioca na Babilóine uile do ṫabairt a steaċ dom laṫair, ċor go ttiubraidis dam fios céille na haislinge.

7. Ann sin ṫangadar na draoiṫe, na hastroluiġe, na Caldeánuiġ, agus na fáisdiniġ a steaċ, agus dinnis mé a naisling da laṫair: aċt níor ḟoillsiġiodar dam a ciall.

8. Aċt fa ḋeireaḋ ṫáinic Dániel a steaċ dom laṫair (dar bainm Belteasasar, do réir anma mo ḋe, agus iona

bfuil spiorad na ndée náomhtha) agus
dinnis mé a nairling da lathair, ag
rádh,

† Caib.2.48. 9. O a Bheltesassar * a mhaighis-
tir na ndruadh, do bhrígh go bfuil a
fios agam spiorad na ndée náomhtha do
beith ionnad, agus nach buáidhreann se-
crèid ar biot tú, innis damhsa fise
mairlinge do connairc mé agus a ciall.

10. Masso do bhádar fise mo chinn
ar mo leabuidh: do chonnairc mé, agus
féuch, crann a lár na talmhan, agus budh
mór a áirde.

11. Dfás an crann, agus do bhi sé
láidir, agus ráinic a áirde go neimh,
agus a radharc go foirceann na talmhan
uile.

12. Do budh breádha a dhuille, agus
budh iomdha a thoradh, agus do bi bi-
ádh ann do niomlán; do bi scáile ag be-
athadhaibh an mhachaire faói, agus dáitre-
bhadar éunlaith neimhe iona gheugaibh, agus
do beathuigheadh a nuile féoil de.

13. Do chonnairc mé a bfisibh mo chinn
ar mo leabuidh, agus féuch, táinic fear
faire agus áon náomhtha a núas ó
neamh.

14 Dfúagair seision go hárd, agus a
dubhairt sé marso, gearruidh sios an crann,
agus gearruidh a gheugán de, croithidh
a dhuille de, agus dioscaóilidh a to-
radh; imthighdis na beathuighe ó beith
faói, agus a néunlaith ó na gheugánuibh.

15. Thairsin fágbhuidh bun a fhréimhe
annsa talamh, eadhon lé cuibhreach iaruinn, 7
prais a bféur min an mhachaire, agus fli-
uchtar é lé drúcht neimhe, agus biodh a
chuid rannda maille ris na beathuighibh a bféur
na talmhan.

16. Athruighthear a chroidhe gan beith
na chroidhe duine, agus tugthar
croidhe beathuigh dó, agus tigdis seacht
naimsiora thairis.

17. Is lé hórdughadh na bfear faire atá
an chúis si, agus an tiarratus lé
bréithir na náon náomhtha: chor go
mbia fios aig an mbeó go riaghluighionn
an té is ro áirde a ríoghacht na ndá-
óine, 7 go ttabhair i don té is áill leis,
agus go ccuirionn súas ós a cionn
an té is suaile do na daóinibh.

18. Do chonnairc misi Nebuchadnes-
sar a nairlingse: anois tusa a Bhel-
tesassar, foillsigh a ciall, mar nach
bfédann uile dáoine glioca mo ríoghachta
a ciall dfoillsiughadh: acht féudaidh tusa
é, óir atá spiorad na ndée náomhtha
ionnad.

19. Ann sin do bi Dániel (dar bainm
Beltesassar) ar na chriothnughadh ar
feadh uáire, 7 do buáidhriodar a smuáin-
tighthe é: do labhair an Rígh, agus a du-
bhairt sé ré Beltesassar, ná buáidhreadh
a nairling nó a ciall tú. Do freagair Bel-
tesassar, 7 a dubhairt, a thighearna,
biodh a nairling don druing fúathuighios
tú, agus a ciall dot naimdibh.

20. An crann do chonnairc tú, noch dfás
7 do bi láidir, a ráinic a áirde go neimh,
agus a radharc don talamh uile;

21. Agá raibh a dhuille breágha, 7 a
thoradh iomadamhuil, 7 do bi na biadh do
nuile, faoi ar chomhnuigheadar beathuighe an
mhachaire, agus air a gheugaibh a raibh ái-
treabh aig éunlaith neimhe:

22. Is tusa é, a Rígh, dfás, agus
táinic chum beith láidir: óir dfás do
mhéid, agus ráinic go neimh, agus do
thighearnas go crích na talmhan.

23. Agus an tionad a bfaca an Rígh
fear faire 7 áon náomhtha ag teacht a núas
ó neamh, 7 gá rádh, gearruidh sios an crann 7
scriosuidh é; thairsin fágbhaidh bun na
bfréimh annsa talamh, eadhon lé cuibhreach
iaruinn agus prais a bféur min an
mhachaire, 7 fliuchtar é lé drúcht neimhe, agus
biodh a chuid rannda maille re beathuighibh an
mhachaire, go ndeachuidh seacht naimsiora thairis.

24. Isi so an chiall, a Rígh, agus isé
so órdughadh an ti is ro áirde, noch tái-
nic air mo thighearna an Rígh: † Caib.5.21 &c.

25. Go ndibeóruidh * tusa ó dháói-
nibh, agus go mbiáidh do chomhnuidhe a
bfochair beathach na talmhan, agus béaruidh
ort féur ithe amhuil daimh, agus fli-
uchfuidh tú ré drúcht neimhe, agus
rachfuidh seacht naimsiora tort, nó go
naithnighidh tú gur bé an té is ro áirde
riaghlas a ríoghacht na ndaóine, agus
do beir i don té is áill leis.

26. Agus

26. Agus an tionad ar aiṫnigheadar bun freime an ċrainn dfágbáil, biáidh do ríoġaċd daingion agadsa tar éis ṫú dá aiṫniuġadh go riaġluiġid na neiṁe.

27. Ar a naḋbharsin, a Ríġ, gabh mo ċomhairle, agus bris díot do ṗeacaidhe lé fírēuntas, agus héigceart lé foillsiuġadh trócaire do na boċtaiḃ; más fadhuġadh ar do ṡíoṫċáin é.

28. Tháinicso uile ar an Ríġ Nebuċadnessar.

29. A ccionn dá ṁíos ḋéag do bí sé ag spaisdeóireaċd a bpálás ríoġaċda na Babilóine.

30. Do labhair an Ríġ, agus a dubhairt sé, naċ í so an Bhabilóin ṁór dfoirgnigh misi mar ṫiġ na ríoġaċda, re neart mo ċumachta, agus donóir dom ṁórḋaċd féin?

31. An feadh do bí an focal a mbēul an Ríġ, do ṫuit guṫ ó neaṁ [ag rádh] a Ríġ Nebuċadnessar, is riotsa labhartar; do ḋealuiġ an ríoġaċd riot.

32. Agus díbeoruid siad ó ḋaoinib ṫú, agus biáidh háiṫreabh a bhfoċair beaṫach an ṁacaire: do bhéuruid ort féur diṫhe amhail daim, agus raċuid seaċd naimsiora ṫort, nó go raibh a ḟios agad gur bé an té is ro áirde riaġlus a ríoġaċd na ndaóine, agus go ttugann í don té da ttogrann féin.

33. Air a nuáirsin féin do coimlíonadh an ní ar Nebuchadnessar, agus do díoċuireadh ó ḋaóinib é, agus a duáiġ sé féur amhail daim, agus do bí a ċorp fliuch lé drúcht neiṁe, nó gur fás a ġruag amhail [cleiteaċ] iolair, agus a ingne amhail crobhuib éun.

Caib. 3

34. Agus a ccionn na láeṫeaḃsin misi Nebuchadnessar, do ṫóig mé súas mo ṡúile cum neiṁe, agus dfill mo ṫuigsi ċugam, agus do beannuigh mé an té is ro áirde, agus do ṁol mé, agus donóruigheas an té ṁairios go bráth, noċ ar * ṫigearnus sioruidhe a ṫhigearnus, agus agá bfuil a ríoġaċd ó ġinealach go ginealaċ.

7. 14. 4. 7. 1. 33.

35. Agus measdar uile áiṫreabhṫuiġ na talman amhail neiṁní: agus do ní seision do réir a ṫola féin ar ṡlúaġ neiṁe, agus a measc áiṫreabhṫaċ na talman: agus ní ḟéadann duine ar bioṫ a lám do ċosg, nó a rádh ris, * cred do ní tú?

+ Eoin. 9. 20. Isa. 45. 9.

36. Ansa namsin féin dfill mo ċiall ċugam, agus ar son ġlóire mo ríoġaċda dfill monóir, agus mo ḋealradh ċugam: agus diarradar mo ċomhairligh, agus mo ṫiġearnadha mé, agus do daingniġeadh ann mo ríoġaċd mé, agus tugadh tuilleadh mórḋachta oirḋearca dam.

37. Anois, misi Nebuchadnessar molaim, agus árduiġim, agus onóruiġim Ríġ neiṁe, ar fírinne a oibreaċa uile, agus gur breiṫeamhnus a ṡliġṫe, agus an drong ṡiubhluiġios a nuabhar féuduiġ sé a nisliuġadh.

# Caib. 5.

DO rinne an Ríġ Belsassar féusta mór do ṁile dá ṫiġearnadhaib, agus dib sé fíon as coinne an ṁile sin.

2. Daiṫin Belsassar an fad do bí sé ag blasadh a nfíona, na soiġṫiġe óir agus airgid do ṫabhairt ċuige, noċ ṫug a aṫair Nebuchadnessar as an ttempall ó Ierusalem, ċor go niobadh an Ríġ agus a ṗrionnsadha, a ṁná agus a leanáin, deoċ asda.

3. Annsin ṫugadar leó na soighṫiġe óir rugadh as an ttempall ó ṫiġ Dé, noċ do bí ann Ierusalem, agus dib an Ríġ agus a ṗrionnsadha, a ṁná agus a leanáin deoċ asta.

4. Díbhiodar fíon, agus do ṁoladar na dée óir, agus airgid, agus práis, agus iarruinn, agus crainn, agus cloiċe.

5. Fa namsin féin ṫáinic amach méur

méur láimhe duine, agus do scríobh thall ar coimhe an choinnleóra, ar phlástráil balla pháláis an Righ; agus do chonnairc an Righ an chuid don láimh do scríobh.

6. Ansin dathruigh gnúis an Righ, agus do bhuaidhreadar a smuaintighthe é, ionnus go rabhadar ailt a leasruigh sgaoilte, agus gur bhuailiodar a ghlúine a nagaidh a chéile.

7. Dfúagair an Righ go hárd na hastroluighthe, na Caldéanuigh, agus an lucht fáisdine do thabhairt a steach: agus do labhair an Righ, agus a dubhairt ré daóinibh eagnuighe na Babilóine, Gidh bé ar bioth léighfios an scribhinnsi, agus thaisbeanfus a ciall damhsa, éideochar é lé scáirlóid, agus do gheabhuidh sé slabhradh óir timchioll a bhrághad, agus biáidh sé na thréas uachtarán san ríoghacht.

8. Ansin tángadar uile daoine críonna an Righ a steach, agus níor fhéadadar an scribhinn do léaghadh, nó a ciall dhinnsin don Righ.

9. Ansin do bhí an Righ Belsassar ar na bhuaidhreadh go mór, agus dathruigh a chruth uime; agus do bhádar a thighearnadha mío-shuáimhneach

10. Anois tháinic an bhainrioghan do bhrigh briathar an Righ, agus a thighearnadh go tigh na fleidhe; agus do labhair an bhainrioghan, agus a dubhairt, a Righ, mair go brath: ná buáidhreadh do smuáintighthe thú, agus ná hathruigheadh do ghnúis.

11. Atá * duine ann do ríoghacht
* Caib. 2. 48. ionna bhfuil spiorad na ndée naomh, agus a laéthibh hathar fríth solus, agus tuigse, agus eagna ann, cosmhuil ré heagna na ndée: noch dá ndearna an Righ Nebuchadnessar hathair, an Righ, a deirim,
* Caib. 4. 9. hathair, * maighistir ar na draóithibh, ar na hastroluighthibh, ar na Caldeánachaibh, agus ar na fáistineachaibh.

12. Do bhrigh gur fríth spiorad oirdheirc, agus éolus, agus tuigsi, ciallughadh aislingtheadh, agus taisbeanadh ccéasdan ccruáidh, agus fúasgladh cuntabhairt annsa Dániel sin, dá ngoireadh an Righ Beltesassar; anois goirthear Dániel, agus foillseochaidh sé an chiall.

13. Ansin rugadh Dániel a steach a láthair an Righ, agus do labhair an Righ, agus a dubhairt ré Dániel, an tusa an Dániel úd, noch atá do chlainn daóirsine Iúdah, noch thug an Righ mo athair ar tir Iúduighe?

14. Do chualaidh misi iomrádh dot thaóibh, go bhfuil spiorad na ndée ionnad, agus gur fríth solus, agus tuigsi, agus eagna oirdheirc ionnad.

15. Agus anois tugadh na daóine glioca, agus na hastroluighthe a steach dom láthairse, ionnus go léighdis an scribhinnse, agus a ciall dfoillsiughadh dhamh: acht níor fhéadadar ciall an neithe dfoillsiughadh.

16. Agus do chúala mé dot thaoibhsi, go bféudann tú ciallughadh, agus fúasgladh ceasdann; anois má fhéadann tú an scribhinnsi do léaghadh, agus a ciall dinnsin damhsa, éideochar lé scáirlóid thú, agus biáidh slabhradh óir fád bhrághaid, agus biáidh tú ad threas úachtarán annsa ríoghacht.

17. Ansin do fhreagair Dániel, agus a dubhairt a láthair an Righ, bidis do bhronnta agad féin, agus tabhair do luáigheachd do neach oile, gidheadh léighfiodsa an scribhinn don Righ, agus foillseocha mé a ciall dó.

18. Thusa a Righ, thug an Dia is ro áirde dot athair Nebuchadnessar ríoghachd, agus mórdhachd, agus glóir, agus onóir.

19. Agus do bhrigh na mórdhachta thug sé dhó, do chrithnuighiodar a nuile phobal, cineadhacha, agus teangtha, agus do bhí eagla orra roimhe: do mharbhadh sé an té do thogradh sé féin, do chongmhadh sé beo an tí do thogradh sé, agus do chuireadh sé súas an tí thogradh, agus do chuireadh síos an tí do báill leis.

20. Acht an tan do tógbhadh a chroidhe súas, agus do chruáidh a inntinn a núabhar, do cuireadh as a chathaoir

riogha

ríoghá é, agus do bhenadar a ghlóir
de.
21. Agus do díochuireadh é ó ma-
caibh na ndaoine, agus do rinneadh a
chroidhe cosmhuil ris na beathachaibh, agus
do bhí a chomhnuidhe a bfochair na nasal
bhfiadhta: do biathadar é le féur, am-
hail damh, agus do bhí a chorp fliuch le
drúcht neimhe, nó gur thuig sé gur
bé an Dia is ro áirde riaghlas a rio-
ghachd na ndaoine, agus go nórduigh-
ionn sé ós a ccionn an té is áill leis.
22. Agus tusa a mhacsan a Bhel-
sassar, níor umhluigh tú do chroidhe,
gidh gur bfeas duit so uile.
23. Acht dárduighis tú féin a
naghaidh Thighearna neimhe, agus tu-
gadar soightighe a thighe an tfi-
aghnuisi, agus dibh tusa agus do
thighearnadha, do mhná agus do leannáin,
fíon asda, agus do mhol tú na dée
airgid agus óir, práis, iarainn, crainn, a-
gus cloiche, nach bfaiceann, nach cclu-
inn, agus nach feasach: agus ní thug tú
glóir do Dhia, a láimh a bfuil hanál,
agus gur leis huile shlighthe.
24. Ansin do cuireadh an chuid don
láimh uadha, agus do sgríobhadh an
sgribhinnsi.
25. Agus sí so an sgribhinn do
sgríobhadh, Mene, Mene, Tecel Uphar-
sin.
26. Is í so ciall na bfocal, Mene,
dáirimh Dia do rioghacht, agus do
chríochnuigh sé í.
27. Tecel, do toimhsead tú ansa meadh,
agus do frith easbhuidheach tú.
28. Peres, do roinnead do rioghachd,
agus tugadh do na Medianachaibh agus
do na Persianachaibh í.
29. Ansin do fhuagair Belsassar, a-
gus dfolaigheadar Dániel le sgáir-
lóid, agus le slabhradh óir fá na bhrá-
ghaid, agus tugadar fógra dá thaoibh
go mbiadh sé na thres uachdarán san rio-
ghachd.
30. A noidhche sin do marbhadh Bel-
sassar Righ na Ccaldeánach.
31. Agus do ghlac Dárius an Mé-
dianach an rioghachd, ar mbeith dó tim-
cioll trí bfichid 7 dá bliadhan daois.

# CAIB. 6.


O budh toil le Dárius cúig
agus fichid prionnsa do
chur ós cionn na riogachta,
noch do biadh ós cionn na rio-
ghachta uile.
2. Agus ós a ccionn so trí huachda-
ráin (ar bé Dániel an chéidfear díobh) le
ttiubhradaois na prionnsadha a ccuntas
dóibh, 7 nach biadh damaisde ar an Righ.
3. Anois do togadh an Dániel
se ós cionn na nuachdarán, agus na
bprionnsadh, do bhrígh go raibh spiorad
oirdheirc ann, agus do bheartuigh an
Righ a chur ós cionn na riogachta uile.
4. Ansin do smuaineadar na huachda-
ráin, agus na prionnsadha cúis dfa-
ghail a naghaidh Dhániel a ttaobh na
rioghachta, as níor fhéadadar cúis ar
bioth nó lochd dfaghail ann: do bhrígh go
raibh sé fírinneach, ní mó frith earráid
ná lochd ann.
5. Ansin a dubhradar an mhuintirse,
ní bfuighem cúis ar bioth a naghaidh an
Dánielsi, muna bfaghaim í na aghaidh
a ttaobh dlighe a Dhé.
6. An sin do chruinnigheadar na hua-
chdaráinsi 7 na prionnsadha a ccionn a
chéile a láthair an Righ, 7 a dubhradar
marso ris, a Righ Dárius, mair go bráth.
7. Do comhairligiodar uile uachdaráin
na riogachta, na riaglóirigh, na prionn-
sadha, na comhairligh, agus na caiptinigh
le chéile, statúid rioghamhuil do dhain-
gniughadh, 7 órdughadh daingion do dhé-
namh, gidh bé iarrfas athchuinge ar bioth
ar dhia ar bith nó ar dhuine, ar feadh triochad
lá, acht ortsa, a Righ, a teilgion a
nuaimh na leomhan.
8. Anois, a Righ, daingnigh an tór-
dughadh, agus séuluigh an sgribhinn, ion-
dus nach áthruighthior é * do réir dlighe
na Medianach agus na bPersianach
nach áthruighthior.
9. Uime sin do shéuluigh an Righ Dárius
an sgribhinn, 7 an dlighe.
10. Anois an tan do thuig Dániel
gur séuladh an sgribhinn, do chuaidh sé
dá

* Ester 1. 19. & 8. 8.

dá ṫiġ, agus ar mbeiṫ da fuinneóig os-
‡ 1 Riogh. 8. 48. cuilte iona ṡeomra leaṫ re * Ierusalem,
* Psal. 55. 18. do léig sé sios ar a ġlúinibh é, * tri
huáire san ló, agus do ġuiḋ sé, agus
rug buiḋeaċus a bfiaḋnuise a Dhé, mar
do niod sé san naimsir roimhe.
11. Ann sin do ċruinniġeadar na da-
óinesi, agus fúaradar Dániel ag ur-
naiġṫe, agus ag dénam gearáin a la-
ṫair a Dhé.
12. Ann sin ṫangadar a bfogus,
agus do labradar a bfiaḋnuisi an
Riġ, a ttaoḃ ḟúagartha an Righ,
nach ar ṡéuluiġ tusa dliġeaḋ, gaċ uile
ḋuine dá niarrfaḋ aitċuinge ar dhia
ar biṫ nó ar ḋuine, taobh a sdiġ do
ṫriocad lá, aċt ortsa, a Riġ, go
tteilgfiḋe a nuáim na leoman é? do
ḟreagair an Riġ, agus a dubhairt sé, is
fíor an ni do réir dliġe na Medianaċ,
agus na bPersianaċ, naċ áṫruiġionn.
13. Ann sin do ḟreagradarsan, a-
gus a dubradar a laṫair an Riġ, ni
bfuil suim ag Dániel, noċ atá do dá-
óirsine ċloinne Iúdah ionadsa, a Riġ,
nó annsa dliġeaḋ do ṡéuluiġ tú, aċt do
ni sé iarratas tri huaire san ló.
14. An sin an tan do ċualuiḋ an
Riġ na briaṫraso, do bi sé ro ḟeir-
gaċ ris féin, agus do ṡuiġiḋ sé a
ċroiḋe ar Dhániel dá ṡáoraḋ: agus
doibriġ sé go dul gréine faói dá ṡáo-
raḋ.
15. Ann sin do ċruinniġeadar an muin-
tirse ċum an Riġ, agus a dubradar
ris an Riġ, bioḋ a fios agad, a Righ,
gur bé dliġeaḋ na Medianaċ agus na
bPersianaċ, gan dliġeaḋ ar bioṫ nó reaċt
dá ndaingneoċa an Riġ dáṫruġaḋ.
16. Ann sin daiṫin an Riġ, agus
ṫugadar Dániel léo, agus do ṫeilgio-
dar é a nuáim na leoman: anois do
labhair an Riġ, agus a dubhairt sé re Dá-
niel, saorfuiḋ do Dhia tú dá bfognann
tú a ccomnuiḋe.
17. Agus tugaḋ cloċ agus do leag-
aḋ ar béul na huama i, agus do sé-
luiḋ an Riġ lé na ṡigneaḋ féin i, agus
lé signéd a ṫiġearnaḋa, ionnus nach
háṫroċuiḋ an tionnsgnamh a ttáobh
Dhániel.
18. Ann sin do ċuáiḋ an Riġ da ṗá-
lás, agus do ċaiṫ sé a noiḋċe na ṫros-
gaḋ: ni mó tugaḋ aḋḃa ċiuil da laṫair,
agus do ċuáiḋ a ċodlaḋ uaḋ.
9. Ann sin déiriġ an Riġ go ró ṁoch
ar maidin, agus do ċuáiḋ sé go deiṫnio-
saċ go huáim na leoman.
20. Agus an tan ṫáinic sé ċum na
húama, do ġoir sé maille re guṫ tru-
aġanta ar Dhániel, agus do labhair an
Riġ, agus a dubhairt re Dániel; a
Dhániel a ṡerbisiġ Dé bi, an féidir
le do Dhia dar fogain tú a ccomnuiḋe,
do ṡáoraḋ ó na leomanuiḃ?
21. Ann sin a dubhairt Dániel ris an
Riġ, a Riġ mair go bráth.
22. Do ċuir mo Dhia a aingiol, a-
gus do dhruid sé béil na leoman, ionnus
nar ġortuiġeadar mé: do briġ gur
friṫ neimċionta ionnam dá laṫair: agus
fós ad fiaḋnuisisi, a Riġ, ni dearna
mé urċóid ar bith.
23. Ann sin do bi an Riġ ro lúaṫ-
ġáireaċ dá ṫaoiḃ, agus daiṫin sé go
ttugaidis Dániel súas as a nuáimuiġ:
marsin rugaḋ Dániel súas as a núa-
ṁuiġ, agus nior friṫ gné ar bioṫ dob-
ċar air, do briġ gur ċreid sé iona Dhia
féin.
24. Agus daiṫin an Righ, agus
ṫugadar leó an drong sin do rinne ca-
sáoid ar Dhániel, agus do ṫeilgiodar
a nuaim na leoman iad féin agus a mná
agus a cclann: agus rugadar na leo-
ṁuin buáiḋ orra, agus do brisiodar
na ccoṫċaib a ccnáma sul rangadar
iosar na húama.
25. Ann sin do sgriob an Riġ Dári-
us ċum a nuile ṗobal, ċineaḋaċa, agus
teangṫa, áiṫreabus annsa talam uile,
go mbéaduiġṫear siotċáin dib.
26. Do nimsi órduġaḋ ann gaċ uile
ṫiġearnas dom rioġaċt, go mbiáiḋ criot,
agus uaman air a nuile roimhe Dhia
Dhániel: óir isé an Dia béo é, agus
daingion go bráṫ, agus isi a rioġaċt
naċ sgriosfuiġear ċoiḋċe, agus biáiḋ ‡ Caib. 2. 44. & 4. 3. & 7.
a ṫiġearnas go deireaḋ. 14. 27. Luc.
27. Sáoruiḋ sé, agus tárṫuiġiodh 1. 53.
sé, agus oibriġhioḋ sé comarṫaḋa
agus

agus iongantа a bhflaitheamhnus, agus annsa talamh, noch do shaor Dániel ó chumhas na leomhan.
28. Mar sin do chuaidh an Dániel so air a aghaidh a righe Dháriuis agus a righe * Chirus an Persianach.

---

## CAIB. 7.

Annsa chéd bhliadhain do Bhelsassar Righ na Babilóine, do chonnairc Dániel aisling agus fis a chinn air a leabaidh: annsin do sgriobh sé a aisling, agus dinnis sé suim na mbriathar.
2. Do labhair Dániel, agus a dubhairt, do chonnairc mé ann maisling san noidhche, agus féuch do throideadar ceithre gaotha neimhe air an bhfairrge móir.
3. Agus thangadar ceithre beathaigh móra suas as an bhfairrge, éagsamhail gach aon ó a chéile.
4. Do bhí an céadbheathach amhail leomhan, agus do bhádar sciatháin iolair air: do thógbhadh suas ón ttalamh é, agus tugadh air seasamh air na cosaibh amhail duine, agus tugadh croidhe duine dó.
5. Agus féuch, beathach oile, an dara, amhail beithir, agus do thóg suas é féin air thaobh, agus do bhí trí asna iona bhéul idir a fiaclaibh: agus a dubhradar mar so ris, éirigh sios móran feóla.
6. Na dhiaigh so do chonnairc mé, agus féuch, aon oile amhail liopard, agá raibh ceithre sciatháin éin air a dhruim, ceithre cinn fós air an mbeathach, agus tugadh tigheārnas dó.
7. Na dhiaigh so do chonnairc mé a naislingthibh na hoidhche, agus féuch an ceathramhadh beathach úamhnach agus imeaglach, agus ro neartmhar, agus do bhádar fiacla móra iarainn aige: do shluig sé, agus do bhris a mbloidhibh an chuid oile le na chosaibh; agus dob éagsamhail é do na uile beathaigh tháinic roimhe, agus do bhádar deich nadharca air.
8. Do mheas mé na hadharca, agus féuch, tháinic suas iona measg adharc beag oile, roimhe a raibh a trí do na hadharchaibh oile tarraingthe suas as a bhfréumhaibh: agus féuch, annsa nadhairc so do bhádar súile cosmhail ré súilibh duine, agus béul ag labhairt neithe móra.
9. Dféuch mé nó gur teilgeadh na cathaoire riogha sios; agus do shuidh sinnsior na laetheadh, agá raibh a chulaidh coimhghel lé sneachda, agus grúag a chinn amhail olann mhín: budh cosmhail a chathaoir rioga lé lasair theinedh, agus a roithleáin amhail teine loisgnigh.
10. Tháinic sruth tinntighe amach, agus tháinic amach as a choinne: do bhí míle * do míltibh ag minioscrálachd dó, agus deich míle uáir deich míle do sheasamh as a choinne: do suigheadh an breitheamhnus, agus do * hosgladh na leabhair. †Taisb.20.12.
11. Dféuch mé annsin do bhrígh gotha na mbriathar mór do labhair a nadharc: dféuch mé, nó gur marbhadh an beathach, agus gur milleadh a chorp, agus gur tugadh don lasair tintighe é.
12. A ttaobh na coda oile do na beathachaibh, do beanadh a ttighearnus diobh: gidheadh do fadaigheadh a mbeatha, air feadh tamaill agus aimsire.
13. Do chonnairc mé a bhfisibh na hoidhche, agus féuch, tháinic aon cosmhail re mac duine lé neullaibh neimhe, agus tháinic sé chum sinnsir na laetheadh, agus thugadar a bhfogus dá láthair é.

ib.2.44. .3. &7. 27. Luc. 3.

14. Agus tugadh tighearnas, a-
gus glóir dhó, agus rioghacht, ċor
go bfoghnadh a nuile pobal, cinedh,
* Caib. 2. 44. Mic. 4. 7. Luc. 1. 33. agus tengtha dhó: is tighearnas *
sioruidhe a tighearnas, nach nimeo-
chaidh tort, agus sí a rioghacht nach
diogbháighfighear.
15. Do bhi misi Dániel doilgheo-
sach am mo spioraid a lár mo chuirp,
agus do bhuáidhriodar fise mo chinn
mé.
16. Tháinic mé a bhfogus dáon
diob do sheas a ccomhgar, agus d'fiafr-
uigh mé a firinne so uile de: ansin di-
nis sé dam, agus tug orum fios
céille na neitionn do beith agam.
17. Is ceithre Righthe na ceith-
re bethuigh mórasa, noch éireochus
as an ttalamh.
18. Acht glacfuid naóimh an té
is ro áirde an rioghacht, agus sel-
bochuid an rioghacht go brách, go sáo-
ghal na sáoghal.
19. Ansin budh mian liom fios
firinne an chethramadh bhethuigh
dfagháil, noch dob éagsamhuil ón ccuid
oile uile, ro uathbhásach, a rabha-
dar a fiacla iarainn, agus a ingne
do prás, noch do sluig, do bris a
mbloghuibh, agus do bhruigh an chuid
oile le na chosaibh,
20. Agus na ndeich nadharc, do
bhi ar a cheann, agus a naóin oile tháinic
suas, agus roimhe ar thuitiodar
triur, eadhon na hadharca agá rabhadar
súile, agus béul do labhair neithe ro
mhóra, a raibh a féuchain niosa ró
árrthasa náid a chompanuigh.
21. Do chonnairc mé, agus do rinne
a nadharc chéadnasa cogadh ris na
náomhuibh, agus do rug buaidh orra;
22. Nó go ttáinic sinsior na
laetheadh, agus tugadh breitheamhnus do
náomhuibh an té is ro áirde: agus
tháinic an tam gur shelbhuigheadar na
naóimh an rioghacht.
23. Is marso a dubhairt sé, budh
é an cethramadh bethach an cethramadh
rioghacht ar an ttalamh, noch bias éag-
samhuil ó uile rioghacht, agus slug-
fidh sé an talamh go hiomlán, agus
sailteoruidh sé sios é, agus brisfidh
a mbloghuibh é.
24. Agus is deich Righthe na
deich nadharca éireochus as an riogh-
achtso: agus éireochuidh Righ oile na
ndiaigh, agus budh éccosmhuil ón chéid
Righe é, agus claóidhfidh sé tri Righ-
the.
25. Agus laibheora sé briathra
móra a nagaidh an té is ro áirde,
agus caithfidh amach naóimh an té is
ró áirde, agus sáoilfidh aimsiora
agus dlighthe dathrughadh: do bhérthar
iona laimh iad go haimsir, agus go
haimsioruibh, agus go roinn aimsi-
re.
26. Acht suighfidh an breitheamhnus,
agus bhérid a tighearnus uadha, da
dhiothlaithrughadh, agus da sgrios go
deireadh.
27. Agus bhérthar an † rioghacht,
† Luc 1. 33. agus an tighearnas, agus mórdhacht na
rioghachta faói neamh go hiomlán do
mhuintir naomh an té is ro áirde, noch
ar rioghacht sioruidhe a rioghacht, a-
gus foigeonuid, agus umhleochuid a
nuile tighearnas dó.
28. Go nuige so atá crioch a nadh-
bhair. Ar mo shonsa Dániel, do buáidhre-
dar mo smuaintighthe go mór mé, a-
gus dathruigh mo dhealbh ionnam: acht
do choimhéd mé an chuis ar mo chroidhe.

CAIB. 8.

A Nsa treas bliadhain do rio-
ghacht Bhelsassar, do chonn-
cas aisling damsa, dam-
sa Dániel, tar éis an
neithe do chonnairc mé a
chéaduáir.
2. Agus do chonnairc mé ann a nais-
ling (agus tháinic a ccrich a nuáir
do chonnairc mé, go raibh mé ann Susan
annsa pálás, noch atá a bproibhinsi
Elam)

† Caib... † Psal... Mich...

Elam) agus do ċonnairc mé ann a naisling, agus do bhí mé ag abhuinn Ulai.

3. Ansin do ṫóig mé súas mo ṡúile, agus do ċonnairc mé, agus féuċ, do ṡeas ar coimhne na habhann reiṫe ar a rabadar dá aḋairc, agus dob árd an dá aḋairc: ach budh áirde áon ná an dara haḋarc, agus ṫáinic a naḋarc budh áirde súas fa ḋeireaḋ.

4. Do ċonnairc mé an reiṫe ag gabháil dá aḋarcaibh siar, agus budh ṫuaiġ, agus budh ḋeas; ionnus nach seasfaidís beaṫuiġ ar biṫ ris, nó cón do ḟéadfaḋ do ṡáoraḋ as a láim, aċt do rinne do réir a ṫola féin, agus dfás sé mór.

5. Agus mar do bhí mé ag measamh, féuch, ṫáinic gabhar fírionn ó náird ṡiar, ar aġaiḋ na talmhan uile, agus níor bean ris an ttalamh, agus do bhí aḋarc oirdheirc eidir a ṡúilibh;

6. Agus ṫáinic gus an reiṫe, agá raibh an dá aḋairc, noċ do ċonnairc mé na ṡeasamh ag a nabhuinn, agus do rioth sé chuige a ccuṫach a neirt.

7. Agus do ċonnairc mé é ag teaċt a bfogus don reithe, agus do bhí sé lán dfioċ na aġaiḋ, agus do buáil sé an reithe, agus do bris a dá aḋairc, agus ní raibh cumas aig an reiṫe seasamh ris, acht do ṫeilg sé sios chum na talmhan é, agus do ṡaltair air: agus ní raibh aon do ḟéadfaḋ an reithe do ṡáoraḋ as a láim.

8. Uime sin dfás an poc rómhór, agus an tan do bhí sé láidir do briseaḋ a naḋarc mór, agus ṫáinic iona háit ceiṫre haḋarca móirmeasta * leaṫ ré ceiṫre gáoṫaibh neimhe.

9. Agus ṫáinic aḋarc beag amach, noċ dfás go hanmhór don leaṫ teas, agus don leaṫ ṡoir, agus leaṫ ris an * nduṫaiġ aoibhinn.

10. Agus dfás sé mór eadhon go sluaġ neimhe, agus do ṫeilg sios cuid don tsluaġ, agus do na réultuibh gus an ttalamh, agus do ṡaltair sé orra.

11. Aseadh, do ṁóruiġ sé é féin eadhon go prionnsa an tsluáiġ, agus is leis rugaḋ as a niodhbairt láeṫeamhuil, agus do teilgioḋ sios áit a ṡanctóra.

12. Agus tugaḋ sluaġ dó a naġaiḋ na hiodhbarṫa láeṫeamhla do bríġ sáruiġṫe, agus do ṫeilg sios a nfírinne gus an ttalamh, agus do ġnáṫuigh sé, agus tháinic ar a aġaiḋ.

13. Ansin do ċúala mé áon náomh ag labhairt, agus a dubhairt náomh oile ris a náomh áiriġsin do labhair, ga fad bias a naisling a ttaobh na hiodhbartha láetheamhla, agus sáruiġṫe na haonránasa, do thabhairt araon na sanctóra, agus an tsluáigh do ṡaltairt faói ċois?

14. Agus a dubhairt seision riomsa, go dá mhíle, agus trí chéud lá; ansin glanfuighear an tsanctóir.

15. Agus tárla an tan do chonnairc misi, misi Dániel, a nfís, agus do lorgair mé a ciall, ansin féuċ do ṡeas ar mo ċoimhne mar ṫaisbeanaḋ duine.

16. Agus do ċuala mé guth duine edir bruáċaibh Ulai, noch do ġoir, agus a dubhairt, * a Ghabriel tabhair ar an bhfearso an nfís do ṫuigsin.

17. Ansin tháinic sé a bhfogus do náit ar ṡheas mé, agus a nuáir tháinic sé, do bhí mé eaglach, agus do thuit mé air maghaidh: acht a dubhairt seision riom, tuig a mhic an duine; óir isa ndeireaḋ na haimsire bias a naisling.

18. Anois mar do bhí sé ag labhairt riom, do bhí mé a ccodladh throm ar maghaidh leath ris an ttalamh: acht do bhean seision riom, agus do chuir sé súas go díreaċ mé.

19. Agus a dubhairt sé, féuch, do bhéara misi ort a fhios do beiṫ agad cread bhias ansa chrich deiġionnuiġ an dioġaltais; óir biáidh an deireaḋ san nam chinnte.

20. An reithe do chonnairc tú agá raibh dhá adhairc, isiad sin Righthe Mhédia agus Persia.

† Caib. 11, 4.

† Psal. 48, 2. Ibid. 21, 6.

21. Agus isé an gabhar garbh Righ na Gréige, agus isé an chéid Righ a nadharc mhór atá eidir a shúilibh.
22. Ar na bhrisedh sin, a náit ar shearsadar ceathrar súas air a shon, seassuid ceithre rioghachta súas ar an ccinedh: acht ni iona cumhasaibhsion.
23. Agus san naimsir dheighionaigh a rioghasa, an tan coimhlionfuighear lucht an néigceirt, seasfuidh súas Righ gnúise bruibe, agus ráidhtedh ndorcha do thuigsin.
24. Agus budh cumhachtach a neart; acht ni le na chumhachdaibh féin: agus scriossfuidh sé go hiongantach, agus rachaidh sé air a aghaidh, agus sáireochuidh agus scriosfuidh sé na cumhachdaigh, agus na daoine náomhtha.
25. Agus fós tré na ghliocas do bhéara sé bireach air cheilg iona láimh, agus mórfuidh é féin iona chroidhe, agus lé siothchain scriosfaidh sé iomad: seasfuidh sé fós súas a naghaidh phrionnsa na bprionnsadh, acht * brisfidhear é a nésgmhuis láimhe.
26. Agus is fíor fís an tráthnóna, agus na maidne noch do hinnisedh; uime sin iadhsa súas a nfís: óir is a ccionn mórain laetheadh bias sí.
27. Agus danbhfainnigh mise Daniel, agus do bádhas tinn laethe áirighe; na dhiaigh sin deirigh mé súas, agus do rinne me gnothuighe an Righ, agus do bhi uathbhás orum fa a naisling; as nior thuig duine ar bioth í.

† 2 Mac. 6. 9.

CAIB. 9.

Annsa chéid bhliadhuin do Dharius mac Ahasuerus do shíol na Medianach, noch do hoirdnedh Righ ós cionn rioghachta na Cealdeanach;
2. Annsa chéid bhliadhuin dá rioghacht do thuig misi Dániel lé leabhraibh uimhir na mbliadan, do tháobh a ttáinic briathar an Tighearna go * Ieremiah an fáidh, ionnus go ccoimhlionadh sé seachtmoghad bliadan a bfásughadh Ierusalem.
3. Agus do chuir mé m'aghaidh chum an Tighearna Dia dá iarraidh le hurnaighe, agus lé guidhibh maille re troscadh, agus le saicéadach, agus lé luaithre.
4. Agus do ghuidh mé chum an Tighearna mo Dhia, agus do rinne mé mo fhaoisidin, agus a dubhart, a Thighearna * an Dia mór báoghlach, ag coimhéad an chunnarta agus trócaire don druing ghradhuighios é, agus don dronng choimhédas a aitheanta.
5. * Do pheacuigheamar, agus do rinneamar éigceart, agus do rinneamar go holc, agus do chogamar eadhon le deilighadh ód aitheantaibh, agus ód bhreitheamhnasaibh.
6. Ni mó éisdeamar le do sheirbhíseachaibh na fáidhe, noch do labhair ann hainmsi lé ar Rightibh, re ar bprionnsadhaibh, agus re ar naithribh, agus ré huile pobal na tíre.
7. O a Thighearna, fíreuntas dhuitsi tusa, acht sinne náire ar ngnúis amhuil atá a niugh: do mhuintir Iúdah, agus do áitreabhtachaibh Ierusalem, agus do Israel uile atá a bfogus, agus a niméin ar feadh na nuile tíorthan, ionar dhíbhir tusa iad, do bhrígh a bpeacaidh, noch do pheacuigheadar ad aghaidhsi.
8. O a Thighearna * dlighmidne náire aighthe, ar Righthe, ar bprionnsadha, agus ar naithre, do bhrígh gur pheacuigheamar ad aghaidhsi.

† Ier. 25. 11. & 29. 10.
* Neh. 1. 5. Deut. 7. 9.
* Baruch. 1. 17.
† Baruch 1. 15.

9. Re

9. Re an TTighearna Dia bhenas tróceaire agus maithemhnus, bíodh gur cheannairgemar na aghaidh.

10. Ní mó dumhlaighemar do ghuth an Tighearna ar Ndia, do shiubal iona dhligthibh, noch do chuir sé roimhainn le na sheirbhiseachaibh na fáidhe.

11. Do sháruigh fós Israel uile do dhligheadh, agus sin le filleadh ar ais, chor nach éisdedis red ghuthsa; uime sin do dhoirteadh an mallughadh orrainn, agus an mionn atá sgríobhtha * a ndligheadh Mhaoise seirbhiseach Dé, do bhrígh gur pheacaighemar na aghaidh.

12. Agus do choimhlíon sé a bhriathra, noch do labhair sé ar nagaidh ⁊ ar mbreitheamhan tug breithemhnus orrainn lé tabhairt uilc móir orrainn: óir ní dhearnadh faoi neamh go hiomlán amhail do rinneadh ar Ierusalem.

13. Amhail * atá sgríobhtha a ndligheadh Mhaoise; táinic an tolcso uile orrainn: thairis sin ní dhéarnamair ar nguidhe a bhfiadhnaisi an Tighearna ar Ndia, ionnus go bhfillfimis ó ar nolc, agus go ttuigfemis thfirinnesi.

14. Uime sin do fhorfhairigh Dia ar anolc, agus tug sé orainne é, óir atá ar Tighearna ar Ndia firéanta ann uile oibrechaibh do ní sé: óir nior umhluigheamairne dá ghuth.

15. Agus a nois, a Thighearna ar Ndia, * noch thug do phobal amach as crich na Hégipte le láimh láidir, agus fuáir clú dhuit féin amhail atá a niugh; do pheacaighemairne, do rinnemar go holc.

16. O a Thighearna, do réir huile fhiréantachda, iarruim dáthchuinghe ort, filltear ar ais thfearg, agus thfiochmhairechd ó do chathraigh Ierusalem, do shliabh náomhtha: do bhrigh gurob ar son ar bpeacaighne, agus ar son éigceart ar naithreadh atá Ierusalem, agus do phobal na sgannail do na huile dá bhfuil gacha táobha dhinn.

17. Anois ar a nadhbharsin ó ar Ndia, éisd guidhe do sheirbhisigh agus a ghearáin, agus tabhair ar haghaidh dealrughadh ar do shanctóir atá áonránach ar son an Tighearna.

18. O mo Dhia, cláon do chluas, agus cluin; oscuil do shúile, agus féuch ar náonránacht, agus an chathair noch goirthear as hainm: óir ní chuirmidne ar nguidhe dot lathair ar son ar monracuis, acht ar son do mórthrócaireadh féin.

19. O a Thighearna, éisd, a Thighearna maith, a Thighearna cluinn, agus dein, ná mainigh ar do son féin, ó mo Dhia: óir is as hainm goirtear do chathair.

20. Agus an fead do bhí mé ag labhairt, agus ag guidhe, agus ag admháil mo pheacaidh, agus peacadh mo phobail Israel, agus ag cur mo ghearáin a lathair an Tighearna mo Dhia ar son shléibhe náomhtha mo Dhé:

21. Fós an fead do bhí mé ag labhairt a nurnaigh, do bhean riom an fear céadna * Gábriel, noch do chonnairc mé annsa bhfís ar tús, ar ar tugadh eitiol do dhéanamh go deithniosach, do bhean sé riom a dtimchioll aimsire iodhbartha an tráthnóna. †Caib.8.16.

22. Agus do theagaisg sé dam, agus do chomráidh sé riom, agus a dubhairt sé riom, a Dhániel, tainic misi anois amach do thabhairt gliocuis agus tuicsiona dhuitsi.

23. A ttosach hiarratuis táinic a naithne amach, agus atáimsi ar tteacht dá tháisbenadh dhuitsi: óir atá tú ar do ghrádhughadh go ro mhór: uime sin tuig an tadhbhar, agus meas a nfís.

24 Sechtmhoghad sechtmhuin do cinneadh ar do phobal, agus air do chathraigh náomhtha do chur crichche air a tsárughadh, agus crioch do chur air pheacadhaibh, agus do dhéanamh siothchána ar son éigceirt, agus do thabhairt firinntara siorruidhe a steach, ⁊ do shéuladh na físe suas, ⁊ na tairngire, ⁊ dungadh an te is ro náomhtha.

25. Bíodh a fhios agad air a nadhbharsin agus tuig, go mbia ó dhul amach na haithne Ierusalem dáithiogh, ⁊



*Lebh.26.14. &c. Deut.28. 15.&c. & 29.20.&c. & 30.17.18. & 31.17.&c. & 32.19.&c.

*Lebh.26.14. Deut.28.15. Triabh. 2.17.

*Exod.14.21.

ċur suas gus an Messiah an prionnsa, seacht seachtmhuine; agus tri fitċiod, agus dá seachtmhuin, cuirfidhear an tsráid suas a ris, agus an balla eadhon a naimsioraibh buáidhearrtha.

26. Agus tar éis dá seachtmhuin, agus tri fitċiod gearrfuidhear amach Messiah, acht ni ar a son féin: agus sgriosfaidh pobal an prionnsa tiucfas an ċathair, agus an tsanctóir, agus biáidh a ccrioch sin lé tuile, agus go deireadh an ċogaidh do ciniodh a naonránacht.

27. Agus daingneocha sé an cunradh ré mórán ar feadh aoin tseachtmhuine: agus a lár na seachtmhuine do bhéara sé ar a nofrail, agus ar a niodhbairt scur, agus do brigh foirleitne ghráineamhlachta do bhéara sé áonránach í, eadhon go nuige an ccriochnughadh, agus sin ar cciniodh, dóirtfidhear é ar a nuáigníos.

CAIB. 10.



Nsa treas bliadhain do Chirus Rig na Persia do foillsigheadh ni do Dhániel (dar bainm Belteshassar), agus do bfior an ni, acht dob ḟada an tam cinnte, ⁊ do tuig sé an ni, agus fuair sé tuigse na fisi.

2. Ansna laethibhsin do bhi misi Dániel ag doilgios tri seachtmhuine iomlána.

3. Nior ith mé biadh blasda ar biot, ni mó táinic feóil nó fion an mo béul, ni mó do ḟothraigios mé féin ar áonċor, nó gur coimlionadh tri seachtmhuine iomlána.

4. Agus ansa ċeathramhadh lá fitċiod don ċéid mi, mar do bhi mé ré táobh na habhann móire, * Hiddecel:

5. Ansin do tóig mé mo súile suas, agus do ċonnairc mé, agus féuċ duine áirithe a néadach lin, agá rabhadar a leasrach criosluighthe * lé hór fineálta Uphas.

6. Do budh cosmhuil a ċorp mar an ccloċ ré berill, agus a ghnúis amhuil tairbheanadh tinntighe, agus a súile mar lampadha teineadh, agus a láma agus a ċosa cosmhuil a ndath ré práis lionnta, agus fuaim a bhriathar cosmhuil ré guth mórain.

7. Agus misi Dániel amháin do ċonnairc a nfis; óir ni ḟacadar an mhuintir do bhi am ḟochair a nfis, acht do thuit crioth mór orra, ionnus gur teitheadar dá bfolach féin.

8. Uimesin do ḟágbhadh misi am áonar, agus do ċonnairc mé a naisling mórso, agus nior ḟan spracadh ar biot ionnam; óir diompóigh mo * maise ar mhiomaise ionnam, agus nior ċonnaim mé neart ar biot.

† Caib. 7.28.

9. Thairis sin do ċúala mé guth a bhriathar: ansin do bhi mé a ccodladh trom ar mo aghaidh, agus mo éadan leath ris an ttalamh.

10. Agus féuċ, do bhean láimh riom, noċ do ċuir ar mo ghlúinibh mé, agus ar ċláraibh mo dhearnan.

11. Agus a dubhairt sé riom, a Dhániel, a duine ar a bfuil grádh mór, tuig na briathra a deara misi riot, agus seas súas go direach: óir is ċugad do cuireadh mé anois. Agus an tan do labhair sé na briathraso riom, do sheas mé ar crioth.

12. Ansin a dubhairt sé riom, ná heagluigh, a Dhániel: óir ón ċéad lá far ṡuighidh tú do ċroidhe ar tuigsin, agus ar umhluighis tú féin a bfiaghnuisi do Dhé, do ċlos do bhriathra, agus táinic misi ar son do bhriathar.

13. Acht do sheas prionnsa rioghachta na Persia riom lá agus fiche: acht féuch, táinic Michael aon do na háird ṗrionnsaibh dom ċabhair, agus do ċomhnuigh mé ansin ag Rigthibh na Persia.

14. Anois táinic mé do tabhairt ortsa a tuigsin cred teigeomhus dot dhaóinibh ansna láethibh deighionacha; óir atá a nfis fós ar fead mórain láetheadh.

15. Agus

* Gen. 2. 14.
† Taisb. 1.13, 14, 15.

15. Agus an tan do labh sé a leithéid sin do bhriathraibh, do chuir mé mhaghaidh ar an ttalamh, agus do bhi mé balbh.

16. Agus féuch do bhen áon cosmhuil re samhuil mac na ndáoine rem phusuibh: ansin dfosguil mé mo bhéul, agus do labhair mé, agus a dubhairt mé ris an té do sheas am fiadhnuisi, ó mo thighearna, dfilliodar mo dhoilghiosa chugam leis an bfis, agus níor chongaimh mé neart ar bioth.

17. Oir cionnus do fhéadfadh seirbhiseach mo thighearna labhairt ris so mo thighearna: óir ar mo shonsa ar ball níor fan brigh ar bioth ionnam, ní mó do fágbhadh anál ionnam.

18. Ansin tháinic a ris, agus do bhen riom áon cosmhuil ré tairbhenadh duine, agus do neartuigh sé mé,

19. Agus a dubhairt, a dhuine ar abhfuil roghrádh, ná bíodh egla ort, síothcháin maille riot, bi láidir, fós bi láidir. agus a nuáir do labhair sé riom, do neartuigheadh mé, agus a dubhairt mé, labhradh mo thighearna: óir do neartuigh tú mé.

20. Ansin a dubhairt sé, an bfeadair tú cred fá ttáinic misi chugad? agus anois fillfidh mé do throid ré prionsa na Persia: agus an tan rachfus mé amach, féuch tiucfaidh prionnsa na Gréige.

21. Acht taisbeanfa mé dhuit an ni atá aithnid a sgriobtuir na firinne, agus ni bhfuil áon chungnamh liom ansna neithibhse, acht Michael bhar bprionnsa.

# CAIB. 11.

AGus ansa chéidbliadhain do Dhárius an Mhédianach, do sheas misi, eadhon misi dá dhaingniughadh, ⁊ dá neartughadh.

2. Agus anois taisbénfuidh mé dhuitsi a nfirinne; féuch, seasfuidh suas fós tri Righte san Phersia, agus budh saidhbre an cceathramhadh Righ ná iad uile go ro mór, agus le na neart tré na saidhbrios corrocheaidh sé suas a nuile [dhuine] a naghaidh rioghachta na Gréige.

3. Agus seasfuidh Righ cumhachtach suas tighearnus maille re cumhachtaibh móra, agus do dhéana sé do réir a thola féin.

4. Agus a nuáir éireochus sé suas brisfighear a rioghacht, agus roinnfighear i leth ré ceithre gáothaibh neimhe; agus ni dá shliocht féin, nó do réir a thighearnuis noch do riaghluigh sé: óir tarrongthar suas a rioghacht, eadhon do dháoinibh oile táobh amuigh díobhsan.

5. Agus biáidh Righ an deisceirt láidir, agus áon da phrionnsadhaibh, agus biáidh sé láidir ós a chionnsan, agus biáidh sé a ttighearnus: budh tighearnus mór a thighearnus.

6. Agus a ccionn bliadhan ceangeoluidh féin dá chéile; óir tiucfa inghen Righ an deisceirt chum Righ an tuáisceirt do dhénamh réitigh: acht ni choimheócha sí cumhas na láimhe, ni mó sheasfas seision, ná a lámh, acht sgeoba ar ise suas, agus an drong tug leó í, agus an té dá rugadh í, agus an té do neartuigh í, ansna haimsearaibhsi.

7. Acht as bheangán dá fréimh, seasfuidh áon suas iona sdaid, noch tiucfas lé slúagh, agus rachfus a sdech a ndaingion Righ an tuáisgeirt, agus oibreochus na naghaidh, ⁊ bhéarus buáidh.

8. Agus béarus mar an ccéadna braighde don Négipt maille le na ndeéibh, maille re na bprionnsadhaibh gon a soithighibh mór-

mórluáiġ agus óir, agus béraid sé
ní sa mó do bliadhnaibh ná Riġ an tuáis-
ceirt.
9. Mar sin tiucfa Riġ an deisceirt
ċum a ríoġaċta, agus fillfid sé ċum a
dúṫċe féin.
10. Agus coimheoċtar a mic súas,
agus cruinneoċaid iomad slóiġ; agus
tiucfa aon go deimin, agus tuileo-
ċaid ṫairis, agus raċaid ṫríd: annsin
fillfid sé, agus corroċtar súas é dá
daingion.
11. Agus corroċtar Riġ an deis-
ceirt le feirg, agus tiucfa amaċ, a-
gus troidfid ris, gonadh lé Riġ an tu-
áisceirt: agus cuirfid sé slúaġ mór
amaċ, as do bérṫar an slúaġ iona
láim.
12. Agus a nuair sgriosfas sé an
slúaġ, ⁊ tóigfiġear a ċroiḋe súas, a-
gus teilgfe sé síos iomad do ḋeiċ mil-
tib: aċt ní neirteoċar le sin é.
13. Oir fillfid Riġ an tuáisceirt,
agus cuirfid sé slúaġ mór amaċ is mó
ná an ċéadslúaġ, agus tiucfa go dei-
min (tar éis bliadan áiriġ) go slúaġ
mór, agus saiḋbrios mór.
14. Agus ann sa naimsir sesfaid
mórán súas a naġaiḋ Riġ an deis-
ceirt: mar an ccédna áirdeoċaid slad-
móire do ḋaoineibh iad féin, do ċhuru-
gaḋ na fise, aċt tuitfid siad.
15. Ann sin tiucfa Riġ an tuáis-
ceirt, agus teilgfid móta súas, agus
glacfaid sé na caiṫreaċa is ró láidire, a-
gus ní seasfaid láma an deisceirt, nó
a ḋaoine toġṫa, ní mó biaḋ neart ag
bioċ ré seasam na naġaiḋ.
16. Aċt an té ṫig na aġaiḋ, do
ḋéana sé do réir a ṫola féin, agus ní
seasfa duine an bioċ ris: agus seasfaid
sé annsa tír ġlórmhair noċ sgriosṫar le
na láim.
17. Suiḋeoċa sé a aġaiḋ fós do
ḋul a steaċ maille ré neart a ríoġaċta
uile, agus iomad do ḋaoinibh fíréunta
maille ris: do ḋéana sé so, agus do
béra dó ingen namban dá truáilleaḋ,
aċt ní seasfa sí, agus ní mó biaḋ sí
dá ṫaoibsin.
18. Na ḋiáiġ so, fillfid sé a a-
ġaiḋ ag na hoileanaib, agus glaca sé
mórán díob: aċt do béra prionnsa ag
a son féin fa dera an masla tug sé
uaḋ do sgur: gan sgannail dó féin do
béra sé ag iompoġ air sion.
19. Annsin fillfid sé a aġaiḋ leaṫ
re daingion a ṫíre féin: as do ġeba
sé tuisleaḋ, agus tuitfid sé, agus ní
bfuiġṫear é.
20. Ann sin seasfaid súas iona io-
nad sguide fear tógbálaċ glóirtaḋ a
nglóir na ríoġaċta: aċt táob a sṫiġ
do beagán laeṫeaḋ muirbfiġear é ní a
bfeirg, nó a ccaṫ.
21. Agus éireoċaid súas iona áit
pearsa uirísiol da naċ ttiubraid siad
onóir na ríoġaċta: aċt tiucfa sé a
steaċh go síoṫċánta, agus gnoḋaċaid
sé an ríoġaċt le mealltóireaċt.
22. Agus lé lámhaib tuile báiṫfi-
ġear iad ó beiṫ roimhe, agus biaid
briste; fós mar an ccédna prionnsa
an ċunnarṫa.
23. Agus tar éis na síoḋċána do
ḋénamh ris, oibreoċa sé go cealgaċ:
óir tiucfa sé súas, agus fásfaid sé
láidir lé beagán daoine.
24. Raċaid sé a steaċ go síoṫċánta
ag na háitib is fearr annsa bprouinnsi,
agus do ḋéna sé an ní naċ dearnadar
a aiṫre, nó aiṫre a aiṫreaċ, sga-
óilfe sé iona measc an ċreaċh agus a
néadáil, agus an saiḋbhrios: fós
teilgfid sé roimhe láimh a ṫionnsganta
a naġaiḋ na ndaingion láidir, gonadh ar
feaḋ aimsire.
25. Agus corroċa sé súas a ċum-
aċta, agus a meanma a naġaiḋ Riġ an
deisceirt maille ré slúaġ mór, agus
corroċtar súas Riġ an deisceirt ċum
caṫa maille re sluaġ ro ṁór neartmar;
aċt ní seasfaid sé, óir gléusfaid ti-
onnsganta na aġaiḋ.
26. Aseaḋ, an luċt biaṫas ar a ċuid
bíḋ féin, muirfid é, ⁊ tuileoċa a slúaġ:
agus tuitfid mórán síos marb.
27. Agus biaid croiḋe an dá Ríoġ-
so ré ḋénam uile, ⁊ laibeoraid breaga ag
áonbord; aċt ní béra sin buaiḋ: óir
biaid

biaidh an ċríoċ fós ann sa nam chin-
te.
28. Ann sin fillfidh sé dá dúṫaigh
féin maille ré saidbhrios mór, agus
a ċroidhe a nagaidh an ċunnartha
náomhṫa, agus do dhéna sé ní mór,
agus fillfidh sé dá ṫír féin.
29. Ann sa nam ċinnte fillfe sé,
agus tiucfa sé leaṫ ris an ndeisceart,
as ní biaidh sin mar an cceudna, nó
mar an ní deiġionach.
30. Oir tiucfaid longa Chittim
na aġaidh: uime sin biaidh sé doilġio-
sach, agus fillfidh sé, agus biaidh
fearg aige a naġaidh an ċunnartha náom-
tha: mar sin féin do dhéna sé, eadhon
fillfidh sé, agus do ġeaba sé sgéla
maille ris an ndrung ṫréigios an
cunnradh naomhṫa.
31. Agus seasfaid láma aige a ṫaobh,
agus ṫruáilleoċaid sanctóir an neirt,
agus bearaid léo a nìodhbairt láeṫeam-
hail, agus suiḋeoċaid an ġráineamhlas
do ní fásach.
32. Agus an lucht do ní go holc
a naġaidh an ċunnartha, truáilleoċaidh
lé sloiġeadh iad: acht na daóine agá
bhfuil fios a Ndé, béid láidir, agus
do dhéanaid gníomha gaisgeamhla.
33. Agus muinfid an luċt atá
tuigsionaċ a measc na ndaóine mórán;
giodh tuitfid siad leis an cclaidheamh,
agus leis an lasair, lé daóirsine, a-
gus le millteaċus, mórán do láeṫib.
34. Anois an tan ṫuitfid siad,
cuideoċar léo re beagán cuidiġ: acht
druidfid mórán riu maille ré sloigh-
eadhbh.
35. Agus tuitfid cuid don druing
ṫuigsionaiġ dá ndearbhadh, dá nglanadh,
agus dá ndéanamh geal, eadhon go haim-
sir an deiridh: do bhriġ go bhfuil sin
fós ċum aimsire cinnte.
36. Agus do dhéna an Riġ do réir
a ṫola féin, agus áirdeoċaidh sé é féin,
agus méideoċaidh sé é féin ós cionn
gaċ uile dhée, agus laibheoraidh sé neiṫe
iongantaċa a naġaidh Dhé na Ndia,
agus bhéaraidh sé buáidh, nó go ccríoċ-
nuiġṫior an fearg: do bhriġ gur bé
an ní do cinneadh do dhéantar.
37. Ní mó bhias suim aige a ndia a
aṫar, nó a ttoil ban, ní mó uimleo-
ċus sé daóindia: óir méideoċaidh sé
é féin ós cionn a nuile.
38. Acht iona áit onóraidh sé
dia na ndaingneaċ, agus dia nar
aiṫnid dá aiṫrib, onóraidh sé lé hór,
agus lé hairgiod, agus lé cloċaibh
buadha, agus lé neiṫib breáġḋa.
39. Mar so do dhéna sé ann sna dain-
gnib láidre lé dia coimiġṫeaċ, noch
aideomhas sé, agus méideoċus lé glóir:
agus do bhéara orra riaġluġadh ós
cionn mórain, agus roinnfidh sé a ndú-
ṫaiġ ar lúach.
40. Agus a naimsir an deiridh cnag-
faidh Riġ an deisceirt é, agus tiucfa
Riġ an tuáisceirt iona aġaidh amhail
gáoṫ ġuáirneáin le carbadaib, agus le
marcsluáġ, agus le mórán long, a-
gus raċaidh sé a steach ann sna tíortaib
agus do bhéara sé an tonn ṫárrsa 7 raċaidh
ṫairis anonn.
41. Raċaidh sé mar an cceudna a
steach don dúṫaigh ghlórmhair, agus
claoidhfidhear mórán; acht raċaid so
as ó na láim, Edom, agus Moab, agus
toġa ċloinne Ammon.
42. Sínfidh sé fós a lám amaċ air na
tíorṫaib, agus ní raċaidh dúṫaiġ na
hÉgipte as.
43. Acht biaidh cumacht aige ós
cionn na nionnmus óir agus airgid, agus
ós cionn uile neiṫe mórluaiġ na hÉgip-
te: agus béid na Libianaiġ, agus na
hÉtiopiġ air a ccoiscéimib.
44. Acht buáidhreoċaid sgéulta
amaċ as a noirṫear é, agus as an
ttuáisceart: uime sin raċaidh sé a-
maċ ré cuṫaċ mór dá dhmilleadh agus
do sgrios mórán ṫrid amaċ.
45. Agus suiḋeoċa sé pailliun a
pháláis eidir na fairrgib ann sa tsliabh
ġlórmhar náomhṫa; ṫairis sin tiucfa
sé ċum a ċriċe, agus ní ċuideoċaidh
duine air bioṫ ris.

## CAIB. 12.

AGus annsa nam sin seasfuidh
Michael suas, an prionnsa
mór ṡeasas ar son ċloinne do
ṗobailsi, ⁊ biáiḋ am buáiḋear-
ṫa ann, a leiṫéid noċ raiḃ a riaṁ, eadhon
go nuige-an tamsin: ⁊ annsa nam sin
sáorfuiġear do ṗobalsa, a nuile duine
dá bfuiġṫear sgríobṫa annsa leabhar.
2. Agus músgeolaiḋ mórán don
druing ċodlas a luaiṫreaḃ na talman,
† Math. 25.46 cuid ċum beaṫa * siorruiḋe, ⁊ cuid ċum
Eoin. 5.29. náire agus tarcaisne siorruiḋe.
3. Agus dealloraiḋ an drong ṫea-
‡ Math. 13.43 gasgas amhail * loinnir na spéire, ⁊ an
drong iompoiġios mórán ċum firéantaċ-
da amhail na réulta go saoġal na saoġal
4. Aċt tusa a Dhániel, iáiḋ suas
na briaṫra, agus séulaiḋ an leabhar,
eadhon go ham an deiriḋ: rioṫfuid mó-
rán sios suas, agus méideoċaiḋ an téo-
lus.
5. Ann sin daṁarc misi Dániel, agus
féuċ do ṡeasadar dias oile, áon don
taóibse do ḃruáċ na habhann, ⁊ áon oile
don taoiḃ úd do ḃruáċ na habhann.
6. Agus a dubhairt [áon] ris an
bfear a néadaċ * lín, noċ do ḃí ós uisge-
‡ Caib. 10.5. aiḃ na habhann; gá fad bios go ċríċ na
niongnadhsa?

7. Agus do ċuala misi an fear ar
na ċumdaċ le lion, noċ do ḃí ós uisge-
aiḃ na habhann, a nuair do ċonaim sé su-
as a lámh dheas, agus a lámh ċlé go neaṁ, † Taisb.
agus tug a mionna fan té ṁaireas go
brát, go mbiáiḋ sé go haimsir, agus
go haimsearaiḃ, agus go leaṫ aimsire:
agus a nuáir ċrioċnóċus sé sgaói-
leaḋ cuṁaċt na náomh, go ccríoċnóċar na
neiṫesi uile.
8. Agus do ċuala mé, aċt níor
ṫuig mé: annsin a dubhairt mé, a Thi-
ġearna, créd bias do ċríċ na ccúiseann
so?
9. Agus a dubhairt seision, imṫiġ
romhad, a Dhániel; óir atáid na bria-
ṫra séuluiġṫe suas, agus druidṫe nó
go tti am na criċe.
10. Glanfuiġear mórán, agus do
dhéantar geal iad, agus deirbheóċtar iad:
aċt do dhéanaid na droċdhaoine go holc,
agus ní ṫuigfid áon do na ciontaċaiḃ,
aċt tuigfid na heagnaiḋe.
11. Agus ó nuáir a ccuirfiġear a
niodhbairt laéṫeamhail ar cúl agus an
ġráineamhlaċ do ní fásaċ ar na cur su-
as, biáiḋ míle dá ċéd agus nóċad lá.
12. Is beannuiġ an té feiṫios, agus
ṫig gus an míle lá trí ċéd tríoċad
agus a cúig.
13. Aċt ar do sonsa, imṫiġ romhad
nó go raiḃ an deireaḋ: óir suáimneoċa
tú, agus seasfa tú annsa ċranncur go
deireaḋ na láeṫeaḋ.

HOSEA

# Leabhar Hosea.

## Caib. 1.

BRiathar an Tighearna, noch
ṫáinic go Hosea mac Bee-
ri a laéṫibh Ussiah, Iotam,
Ahas, Hesechiah Righṫe Iú-
dah, agus a laéṫibh Ieroboam ṁic Ioas
Righ Israel.
2. Tosach bréithre an Tighearna
tre Hosea: agus a dubhairt an Tigh-
earna ré Hosea, imṫigh gab ċugad
bean striopachais, agus clann strio-
pachais; óir do riñe an tír striopa-
ċus mór ag dealughadh ris an tTighearna.
3. Marsin dimṫigh sé, agus ṫug
sé Gomer inghean Dhiblaim, noċ do
toirrcheadh, agus rug mac dó.
4. Agus a dubhairt an Tighearna
ris, goir Iesreel dainm de; óir fós
gearr fad uáire bige, agus dighéola mi-
si fuil Iesreel ar ṫigh Iehu, agus do
bhéara mé ar ríoghaċt ṫighe Israel cosg.
5. Agus tiucfaidh a ccrich an tsa
lósin go mbrisfiḋ mé Israel a ngleann
Iesreel.
6. Agus do toirrcheadh a ris í, a-
gus rug sí inghean, agus a dubhairt
Dia ris, goir Loruhamah dainm dí: óir
ní biáiḋ truáighe agam ní sa ṁó do
ṫigh Israel, aċt tiubhraidh mé a mugha
ṫríd amaċ iad.
7. Acht biáiḋ truáighe agum do
ṫigh Iúdah, agus tárrtoċa mé iad
maille ris an tTighearna a Ndia, a-
gus ní lé boġa, nó lé cloidheamh ṫárr-
toċus mé iad, nó lé caṫ, nó lé he-
ċaibh, nó lé marcsluágh.
8. Anois a nuair do ċoisc sí Lo-
ruhamah, do toirrcheadh í, agus rug
sí mac.
9. Ansin a dubhairt Dia, goir Loam-
mi dainm de: óir ní sibh mo ṗobalsa,
agus ní bhuḋ mé bhur Ndia.
10. Gidheadh biáiḋ uimhir ċloinne Is-
rael amhuil gaineamh na fairrge, nach
féidir do ṫomhas nó dáireamh; agus
* tiucfa a ccrich an tsa náit a ndub- † Romh. 9. 25, 26.
radh riu, ní sibhsi mo ḋaóinesi, an-
sin a dearfaighear riu, is sibhsi mic an
Dé bí.
11. Ansin cruinneoċtar * clann Iú- * Ier. 3. 18. Esech. 34. 23.
dah, agus clann Israel a naóinfeacht,
agus ciñfid aóinċionn dóibh féin, agus
tiucfaid suás as an ttír: óir buḋ
mór lá Iesreel.

## Caib. 2.

ABraidhsi ré bhur ndearbhráiṫribh
Ammi, agus ré bhur ndeirbh-
ṡeaṫraċaibh, Ruhamah:
2. Tagraiḋ ré bhur maṫair,
* tagraiḋ: óir ní hí mo * Isa 50. 1.
bhean sa í: ní mó is misi a fear sa; air a
naḋbharsin cuireadh sí uáiṫe a strio-
paċus as a radharc amaċ, agus a ha-
ḋaltranas ó idir a * cíoċaibh. * Esech. 16. 25.
3. Deagla go nocht fainnsi tárnochd
í, agus go ccuirfinn í do nós an
laói * a rugaḋ í, go ndéanainn amhuil * Esech. 16. 4.
fásaċ í, agus go ndéanainn amhuil fea-
rann tirim í, agus go marbhfinn lé tart í.
4. Agus ní bhiáiḋ truáighe agum
dá cloinn: óir is iad clann an tstriopa-
ċais.



5. Oir

5. Oir do rinne a maṫair meirdreaċus, an bhean do ġein iadsan do rinne sí ní gráineamhuil: óir a dubhairt sí, leanfa mé a ndiáiġ máosgráḋ do ḃeir dam maran agus maisge, molann agus mo lion, mola agus mo ḋeoċ.

6. Uime sin féuch fálfa mé súas do sliġe lé droiġionaibh, agus do ḋéana mé balla go nach bfaiġe sí a casáin.

7. Agus leanfa sí a ndiáiġ a háosgráḋh, aċt ní bhéara sí orra: agus iarrfaiḋ sí iad, aċt ní bfaiġe sí iad: ann sin a déara sí, imeoċa mé, agus fillfiḋ mé ċum mo ċéidḟir, óir do bfeárr do bhádhas agam a nuair sin ná a nois.

8. Oir ní raib a ḟios aice go ttug mé dhi arbhar agus fíon, agus ola, agus gur ḟoirlíon mé a hór, agus a hairgiod, noch do ġléasadarsan do Bháal.

9. Uime sin fillfiḋ mé, agus do bhéara mé marbar liom iona am féin, agus mfíon iona am féin, agus béara mé liom olann agus mo lion [tugaḋ] dfolaċ a tárrnocht.

10. Agus anois foillseoċa mé a húallaċus a radarc a háos gráḋa, agus ní sáorfaiḋ duine ar bioṫ as mo láimh.

11. Do bhéara mé fós ar a sólás uile sgur, a laéṫe féusta, a rée núaḋa, agus a sábóide, agus a féusdaḋ sollamonta uile.

12. Agus millfe mé a fineamhna agus a crainn fíge, dá ndubhairt sí, is iad so mo ċoibṫesi ṫugadar máos gráḋa dam: agus do ḋéana mé foraóis díob, agus íosaiḋ beaṫaiġ an ṁaċaire iad.

13. Agus aigeora mé laéṫe Bháalim uirre, ionar loisg sí túis dóibh, agus ann ar ḋeaġmaisig sí í féin le na clúasḟáinnibh, agus le na séudaibh, agus do ċuáiḋ sí a ndiáiġ a háosgráḋa, agus do ḋearmaiḋ sí misi, a deir an Tiġearna.

14. Uime sin féuċ, breugfa mé í, agus do bhéara mé do nfásaċ í, ⁊ laibeóra mé go míntearḋa ria.

15. Agus do bhéara mé gárraḋa a fíneamhna di as sin, agus gleann Achor mar dhorus dóċais, agus do ḋéana sí céol ann sin mar a láeṫib a hóige, agus amhail an lá ṫáinic sí súas amaċ as crić na hÉgipte.

16. Agus is amhlaiḋ biás ann sa ló sin, a deir an Tiġearna, go ngoirfiḋ tú mfear díomsa, agus naċ goirfiḋ tú Bahali ní is mo díom.

17. Oir do bhéara mé anmanna Bhaalim amaċ as a béul, agus ní cuimneoċṫar as a nainm ní is mó iad.

18. Agus ann sa ló sin do ḋéana mé* cunnraḋ dóib ré beaṫaċaib an ṁaċaire, agus ré héunlaiṫ neime, agus ré neiṫib snáiġeaċ na talman: agus brisfe mé an boġa, agus an cloiḋeam, agus an caṫ as an ttalamh amaċ, agus do bhéara mé orra luiġe síos go súaimhneaċ. † Job. 5. 2[…]

19. Agus pósfa mé ṫusa riom féin go braṫ, fós pósfa mé riom féin ṫú a bfíonnraċus, a mbreiṫeamhnus, agus a ccinéul ġráḋaċ, agus a ngrásaib.

20. Ceangola mé fós riom ṫú a bfíonnraċus, agus aiṫeonaiḋ tú an Tiġearna.

21. Agus tiucfa a ccriċh ann sa ló sin, go ccluinfe misi, a deir an Tiġearna, cluinfiḋ mé na neamha, agus cluinfiḋ sin an talamh,

22. Agus cluinfiḋ an talamh an tarbar agus an fíon, agus a nola, ⁊ cluinfiḋ siadsan Iesreel.

23. Agus síolċuirfiḋ mé riom ann sa talamh í, agus do ḋéana mé grása uirre, naċ bfuáir grása, ⁊* a déara mé ris an ndream naċ raib mo ṗobal, is tú mo ṗobal; agus a déaraiḋ siadsan, is tú mo Dhia.

CAIB.

## Caib. 3.

ANN sin a dubhairt an Tighearna riomsa, imthigh fós, gráidhigh bean ghrádhach aga carruid, gidheadh na hadhaltrannuigh, do réir ghrádha an Tighearna do chloinn Israel, noch fhéachus do dhéeibh oile, agus ghrádhuighios flagúin fíona.

2. Ann sin do cheannuigh mé dhamh féin í, air chúig píosa dhéag airgid, agus air hómer eorna, agus ag leth hómer eorna.

†Deut.21.3. 3. Agus a dubhairt mé ria, * anfa tú riom mórán do láethibh, ní dhéanna tú meirdreachus, agus ní bia tú aig fear oile, marsin bhiáidh misi már an ccéadna agadsa.

4. Oir bhiáidh clann Israel mórán do laethibh gan Righ agus gan phrionnsa, agus gan iodhbhairt, agus gan iomháigh, ⁊ gan Ephod, ⁊ gan Teraphim.

5. Na dhiáigh sin fillfid clann Israel, agus iarrfuid an Tighearna a Ndia, agus * Dáibhi a Righ, agus bhiáidh eagla an Tighearna orra, agus a mhaitheasa anns na laethibh * deighionacha.

†Jer.30.9. Ezec.34.23.

*Isa.2.1.

## Caib. 4.

ÉISTIGH briathar an Tighearna, sibhsi a chlann Israel; * óir atá imreasan aig an Tighearna ré luchd áitreibhe na tíre, do bhrígh nach bhfuil fírinne nó trócaire, nó eolus Dé annsa tír.

*Mich.6.2.

2. Brisid siad amach lé mionnuibh, lé bréugaibh, le marbhadh, lé goid, lé dhéanamh adhaltranais, agus beanuidh fuil re fuil.

3. Uime sin caóidhidh an dúthaigh, ⁊ a nbhfainfigh gach uile dhuine dá ccomhnuighionn innte, maille re beathachaibh an mhagha ⁊ ealtaibh neimhe, fós béartar as mar an ccéadna uile éisc na fairge.

4. Gidheadh ná ceannaigheadh duine ar bith, agus ná hiomaithbireadh sé neach oile: óir atá an pobalso amhuil an dhrong chrioncánas ris a sagart.

5. Uime sin tuitfidh tú annsa ló, agus tuitfidh an fáidh maille leis san oidhche, ⁊ sgriosfuidh mé do mháthair.

6. Do sgriosadh mo dhaoine do dhíth eoluis: do bhrígh gur thareasnuigh tú eolus, tarcaisneocha misi thusa mar an ccéadna, chor nach bhiáidh tú ad shagart agumsa: ó dhearmaid tú dligheadh do Dhé, dearmodfa misi mar an ccéadna do chlannsa.

7. Amhuil do mhéaduigheadar, is marsin do pheacuigheadar am aghaidhsi: uime sin do bhéara mé a nglóir ar náire.

8. Ithid siad suas peacadh mo dhaoine, agus cuirid a ccroidhe ar a néigceart.

9. Agus amhuil an pobal, is mar sin bias an sagart; agus smaichteocha misi iad ar son a slighteach, agus do bhéara mé luaidheacht a ngníomh dhóibh.

10. Oir iosuid siad, agus ní bhiáidh go lór aca: do dhéanuid striopachus, ⁊ ní fhoirlíonfuid siad: do bhrígh gur léigeadar dhíobh uile do bheith aca ar an Tighearna.

11. Beirid striopachus, agus fíon, agus fíon nuadh an chroidhe leis.

12. Iarruid mo dhaoine comhairle ar a smotánuibh, ⁊ foillsighidh a mbata dhóibh: óir thug spiorad an striopachuis orra dul ar seachrán, agus do chuadar do striopachus ó bheith fáoi na Ndia.

13. Iodhbruid siad ar mhullaighibh na sliabh, ⁊ loisgid tuis ar na cnocaibh fáoi dhairghibh, ⁊ phoblar, ⁊ sleamhán, do bhrígh gur mhaith a sgáithsin: uime sin do dhéanuid bhur ninghiona striopachus, agus do dhéanuid bhur mná pósta adhaltranas.

14. Ní smaichteocha misi bhur ninghiona, a nuáir do dhéanuid striopachus, nó bhur mná pósda an tan do dhéanuid adhaltranas: óir atáid féin deaghlaighthe re striopachaibh, ⁊ iodhbruid re meirdreachaibh: uime sin tuitfid na daóine nach ttuigeann.

15. Má atá go ndéana tusa, a Israel, striopachus, thairis sin ná cionntuigheadh Iúdah; agus ná tigidhse

go Gilgal, narab mó rachtaoi súas
† Riegh. 12. 29. go * Bet-aben, agus ná mionnuighidh,
mairidh an Tighearna.
16. Oir sleamhnuighidh Israel ar ais, a-
mhuil sgeachuidh sleamhnuighios ar a hais;
anois biáidhfidh an Tighearna iad amhuil
úan a náit fhairsing.
17. Do ceanglad Ephraim le hiodh-
aluibh: léig dó féin.
18. Atá a ndeoch searbh: do rinnea-
dar striopachus a ccomhnuidhe: gradh-
uighid a húachtaráin maille ré náire,
tugaidh uáibh.
19. Do cheangail an gáoth súas í
iona sciathaibh, agus biáidh náire or-
ra do brigh a niodhbartha.

CAIB. 5.

Cluinigh so, a ṡagarta, agus
tugaidh ar aire, a thigh Israel;
agus éisdigh a thigh an Righ:
óir atá breitheamhnus chu-
gaibh, do brigh go rababhar bhur lion ar
Mhispah, agus bhur bpaintéur leatha-
tha ar Thabor.
2. Agus atáid na heasumhluighthe
ro fhonmhar chum áir do dhénamh, biodh
go raibh misi aithbhiorach orra uile.
3. Atá fios Ephraim agum, agus
ni bhfuil Israel a bfolach orum: óir
anois, a Ephraim, do rinne tú strio-
pachus, agus atá Israel ar na thruáill-
eadh.
4. Ni cumfuid siad a ngníomha dfill-
eadh chum a Ndé: óir atá spiorad an
striopachuis iona lár, agus nior aith-
nid dóibh an Tighearna.
5. Agus fiadhnuighidh úabhar Israel
a cclár a édain: uime sin tuitfidh Is-
rael, Ephraim iona néigceart: tuit-
fidh fós Iúdah maille riu.
6. Imeochuid siad le na ttréudaibh,
agus le na ndáimhaibh diarruidh an Ti-
ghearna: acht ni bfuighid siad é, do
tarruing sé é féin úatha.
7. Do rinneadar go felltach a na-
ghaidh an Tighearna: óir do ghineadar
clann choimhthigheach: anois sluigfidh mi si
iad maille ré na ccodaibh rona.
8. Séidighe an búabhall an Gi-
beah, agus an stoc an Rámah; com-
gairidhe ós áird a Mbet-aben: ad
dhiaigh si, a Bheniamin.
9. Biaidh Ephraim áonránach a ló
a niomaithbhir: ameasc trébh Israel
do rinnis mé an ni biás an go deimhin.
10. Do budh cosmhuil prionnsadha
Iúdah ris an droing áithrighios an
teora: dóirtfidh mé amach mfearg
orra amhuil uisge.
11. Do brúgheadh Ephraim, agus
atá sé briste a mbreitheamhnus: do
brigh gur siubhail sé go toileamhail do
réir na haithne.
12. Uime sin biáidh misi do Eph-
raim amhuil leaman, agus do thigh
Iúdah amhuil neithe lobtha.
13. An tan do chonnairc Ephraim a
thinneas, agus Iúdah, a chneadh: an sin
do chuáidh Ephraim gus a Nassúr-
nach, agus do chuir fios gus an
Righ Iáreb; giodhedh nior fhéd sé sib-
si do leigheas, nó bhur leighios ó bhur
ccneidh.
14. Oir biáidh misi do Ephraim
amhuil leoman, agus do thigh Iúdah
mar leoman óg: sírbfa misi, eadhon
misi féin, agus imeochad romham: do
bhéura mé liom é, agus ni fuaideoch-
aidh duine ar bioth é.
15. Imeocha mé, agus fillfidh mé
chum máite féin, nó go nadmhaid siad
a ccoir, agus go niarruid siad mo a-
ghaidh: iarrfuid siad go moch mé iona
mbuáidhreadh.

## CAIB. 6.

Déanam, agus fillem ċum an Tiġeṙna: óir isé do ḃris, ⁊ leiġiosuiḋ sé sinn; isé do ḃuáil, ⁊ ceingeóla sé súas sinn.

2. A ccionn * dá lá aiṫḃeóġa sé sinn, anſa treas lá tóigfe sé súas sinn, agus mairfiom iona raḋarc. *Ionas 5.4.

3. Ansin aiṫeonam ma ṫeiġmid ar ar naġaiḋ daiṫniuġaḋ an Tiġeṙna; atá dul amaċ ullaṁ mar an maidin, agus tiucfa sé ċugainn mar a nfearṫuinn; mar a nfearṫuinn deiġionuiġ, agus tosuiġ ċum na talṁan.

4. O a Ephraim cred do ḋéana mé riot? o a Iúdah cred do ḋéana mé riotsa: óir atá bur maiṫ aṁuil néull maidne, agus imṫiġiḋ roiṁe mar an druúċt moċ.

5. Uime sin do ġearr mé iad leis na fáiġiḃ: do ṁarḃ mé iad lé briaṫruiḃ mo ḃél, agus atáid do ḃreiṫeaṁnuis mar an solus ṫéid amaċ.

6. Óir do * ḋuiliġ mé trócaire, agus ní hiodbairt; agus eolus Dé ní sa mó ná ofráil loisge. *Math. 9.13. & 12.7. &c. Eccl. 5.1. Num. 15.22.

7. Aċt do sáruiġeadarsan mar ḋaoiniḃ an ċunnraḋ: ansin do rinneadar go feallṫaċ am aġaiḋse.

8. Is caṫair Gilead don druing oibriġios éigceart; agus atá sí ar na truáilleaḋ le fuil.

9. Agus aṁuil feiṫios cuideaċta sladṁóireaḋ ar duine, aṁluiḋ sin marḃuiḋ cuideaċta sagart ansa tsliġe dáontoil: óir do niḋ siad uallaċus.

10. Do connairc mé ní gráineaṁuil a ttiġ Israel: atá striopaċus Ephraim ansin, do truáilleaḋ Israel.

11. Mar an ccéadna, a Iúdah, do ſuiġidh sé fóġmar duitsi, a nuáir do iompoiġ misi daóirsine mo ṗobail.

## CAIB. 7.

Nuáir buḋ ṁian liom Israel do leiġios, ansin do foillsiġeaḋ éigceart Ephraim, agus urċóid Shamária: óir do niḋ siad bréga, agus ṫig an gadaiġe a steaċ, agus milliḋ an ċomláiṁ sladṁóireadha amuigh.

2. Agus ní ṁeasuiḋ siad iona ccroiḋ-ṫiḃ go ccuiṁniġimsi a nuile olc: a nois do ſuiġ a ngníoṁa féin iona ttimċioll, atáid as coiṁne maiġṫe.

3. Cuirid siad lúaṫġáir ar an Rí le na ccionntaiḃ, agus ar na prionnsaḋuiḃ le na mbréugaiḃ.

4. Atáid uile na nadaltranaċaiḃ aṁuil uáim te ón ḃáicéir, noċ scuirios do ṫógbáil tar éis an taóis do ṡúataḋ, nó go raiḃ na loibin.

5. A ló ar Ríġ do rinneadar na prionnsaḋa tinn é le buideluiḃ fíona, síniḋ sé a láṁ amaċ le hablóiriḃ.

6. Óir do rinneadar a ccroiḋe ullaṁ aṁuil uáiṁ ṫe an feaḋ luiġid a luiġeaċán; codluiḋ a mbáicéir feaḋ na hoiḋċe, ar maidin loisciḋ sé mar ṫeine lasaṁuil.

7. Atáid uile te aṁuil bácús, agus do ṡluiġeadar a mbreiṫeaṁuin: do ṫuiteadar a Ríġṫe uile, ní ḃfuil áon na measg ġoirios orumsa.

8. Do ċumaisc Ephraim é féin a measc an ṗobail, atá Ephraim na ḃairgin naċ ar hiompoiġeaḋ.

9. Do ṡluiġeadar coiṁṫiġiḋ a neart, agus ní ḃfuil a ḟios aige: fós atá gruag liaṫ ar an so agus an súd, giḋeaḋ ní ḃfuil a ḟios aige.

10. Agus fiaḋnuiġiḋ * uabar Israel a cclár a éadain, agus ní ḟillid ċum an Tiġeṙna a Ndia, agus ní iarruiḋ é, tar éis so uile. †Cail. 5.5.

11. Is cosṁuil Ephraim mar an ccéadna re colum súaṙaċ gan ċroiḋe: goirid ar an Négipt, tiaguiḋ do Nassiria.

12. A nuáir imeochaid siad, leithneochad misi mo lion orrá, do bhéara mé síos iad amhail éunlaith neime, smaichteochad mé iad, amhail do chualadar a ccomhthionól.

13. Amhairg dóibhsion: óir do theichedar uáimse: donas orrá, do brigh gur chiontuigheadar am aghaidh: bíodh gur fhuasgail mé iad, gidheadh do labhradar bréga am aghaidh.

14. Agus níor ghoireadar orum le na ccroidhe, an tan do nuálladar orum iona leabthaibh: do chruinnigheadar iad féin chum arbha agus fíona, agus do níd cogadh am aghaidhsi.

15. Atá gur cheangail mé agus gur neartuigh mé a láma, tárrsin tionnsgnaid siad urchóid am aghaidh.

16. Fillid siad, as ní chum an tí is ro áirde, is cosmhail re bogha mealltach iad: tuitfid a bprionnsadha leis an cclaidheamh, do brigh * díbfeirge a tteangadh: budh é so a magadh a ccrich na hÉgipte.

CAIB. 8.



CUir an stoc chum do bhéil: tiucfaidh sé amhail iolar a naghaidh tighe an Tighearna, do brigh gur sáruigheadar mo chunnradh, agus gur chiontuigheadar a naghaidh mo dhlighe.

2. Goirfid Israel chugam, mo Dhia, aithnighmid thú.

3. Do theilg Israel úadh an ní is maith, ingreimeochaidh an námhaid eision.

4. Do chuireadar Righthe súas, acht ní maille riomsa, do rinneadar prionnsadha, agus ní raibh a fios agamsa: do rinneadar iodhal dóibh féin dá ngiod, agus dá nór, chor go ngearrfuidhe amach iad.

5. Do theilg do laogh úadh thusa, a Shamária; atá mfeirg ar lasadh na naghaidh: gá fad bhias sul roitheochaid go neimhchiontachus?

6. Oir is ó Israel do bhí mar an ccéadna, do rinne an fear oibre é, uime sin ní Dia é: acht brisfidhear laogh Shamária a mbloighibh.

7. Oir do shioladar an gháoth, agus beanfaid an gháoth ghuáirdeain: ní biáidh connlach aige, ní tiubhra an comhlin min uada: má bheir, is é an coimhthigheach shluigfios súas í.

8. Do sluigeadh Israel súas: anois béid siad a measg na ngeinteadh mar shoightheach gan dúil ar bioth ann.

9. Oir do chuadar súas do Assiria, assal fiadhta na aonar leis féin: ofostoigh Ephraim fosgnádh.

10. A sedh, bíodh gur fhostadar a measc na ccinidheach, anois cruinneochad misi iad, agus do dhéanaid beagán doilgheis ar son ualaigh Righ na bprionnsadh.

11. Do brigh go ndearna Ephraim mórán altórach do pheacughadh, béid altóra aige chum peacaidh.

12. Do sgriobh misi chuige neithe móra mo dhlighe, acht do measadh mar ní coimhthigheach iad.

13. Offráladh siad feoil ar son iodbartach mo offrálachsa, agus ithid í: acht ní ghlacann an Tighearna iad: anois cuimhneochaidh sé a néigceart, agus fiosróchaidh sé a bpeacadh: fillfid siad don Négipt.

14. Oir do dhearmaid Israel a chruthaigheoir, agus cumaidh sé teampuill súas; agus dfoirlíon Iúdah caithreacha daingne: acht cuirfidh misi teine ar a caithreachaibh, 7 loisgfe sí a páláis sin.

CAIB.

## CAIB. 9.

NÁ gáirdigh, a Israel tre sólás amhuil daoine oile: óir
do chuáidh tú le striopachus ó do Dhia: do ghráduigh tú *
† Ier.44.17. luáigheas ar gach uile urlár arbha.
2. Ní bhéathochuidh an lár, agus da-
bhach a bhfíona iad, agus failleochuidh an
fíon nuadh innte.
3. Ní áitreochuid siad a ndúthaigh
an Tighearna, acht fillfidh Ephraim don
Négipt, agus iossfuid neithe neamhghlana
san Nassiria.
4. Ní ofrálfid siad ofráil fhíona
don Tighearna: ní mó bhéid diongmhuil dó-
san: biáidh a niodhbarta dóibh féin
amhail arán na ngubhtach, biáidh an
mhéid iosas de sin salach: óir ní thiucfuid
a narán ar son a nanma go tigh an Ti-
ghearna.
5. Cred do dhéantaói san ló solla-
manta, ⁊ a ló féusta an Tighearna?
6. Oir féuch, dimthigheadar, do bhrígh a
naidhmhillte: cruinneochuidh an Négipt
súas iad, adhlocuidh Memphis iad: na
háite taitneamhacha dá ndairgiod, sealbho-
chuid neantóga iad: béid droighne io-
na ttightibh.
7. Thangadar láethe an choimhighthe,
thangadar láethe an luáigheachta, aitheo-
nuidh Israel é: is amadán an fáidh, atá
an duine spioradálta ar buile, ar son
iomad héigceirt, ⁊ a nadhfuátha móir.
8. Do bhí fear faire Ephraim a bhfochair mo
Dhé: acht is paintéar sealgcóra an fáidh
iona uile shlightibh, ⁊ is fuath a ttigh a
Dhé é.
9. Do thruailleadar iad féin
* Breith. 19. 22. go domhain amhuil a láethibh * Ghibeáh:
uime sin cuimhneocha sé a néigceart, coi-
reocha sé a bpeacadh.
10. Fuáir mé Israel amhuil gráinn-
ne fíona bhfásach: do chonnairc mé bhur naith-
reacha amhuil an chéad abuidh ann sa chrann fíge
iona chéad aimsir: acht do chuadar go
* Uimh. 25.3. * Baalpeor, agus do dhealchadar iad
féin chum na náire sin, agus do bhádar
a ngráineamhlas amhuil mar do ghráu-
uigheadar.
11. Ar son Ephraim, eitilfidh a
nglóir uatha; amhuil éun ón bhreith, agus
ón bhroinn, agus ón gheineamhuin.
12. Bíodh go ttiubhraidis a cclann
súas, tar éis sin, scoithfid misi iad, ion-
dus nach bhfághtar duine ar bioth dhíobh:
aseadh fós a mairg dóibh an tan dheilighiochus
misi riú.
13. Atá Ephraim amhail do chonnairc
mé, Tirus ar na phlanndughadh a náit
aoibhinn: acht do bhéaruidh Ephraim a clann
don mharbhthóir.
14. Tabhair dóibh, a Thighearna: cred
do bhéara tú dóibh? tabhair dóibh broinn chaill-
te, agus cíche seasga.
15. Atáid a ccionta uile * a nGil- * Caib.12.11.
gal: óir is ann sin do fhuathaigh mé iad:
ar son uile a ngníomh dibeora mé as mo
thigh iad, ní ghráidheocha mé iad ní sa mó,
atáid a bprionnsadha uile easurramach.
16. Do buáileadh Ephraim, do tior-
muigheadh súas a fréumh, ní thiubhraid sé
toradh ar bioth uadh; aseadh, má tá go
ngeinfeadar uatha, muirfid misi toradh
gráidhach a mbroinn:
17. Teilgfidh mo Dhia sechad iad, do
bhrígh nar éisdiodar ris: agus béid na
seachránachaibh a measc na gcineadhach.

## CAIB. 10.



S fíneamhuin gan toradh Israel,
do bheir sé amach toradh dhó
féin: do réir iomad a to-
raidh do mhéaduigh sé na hal-
tóra; do réir maitheasa a fearainn do ri-
nneadar iomháighe breágha.
2. Atá a ccroidhe roinnte: anois do
gheabhthar ciontach iad, brisfidh sé síos
a naltóra, millfidh sé a niomháighe.
3. Oir a déaruid siad anois, ní bhfuil
Rígh ar bioth aguinn, do bhrígh nach raibh
eagla

eagla an Tighearna orainn? maiseadh,
cred do dhéanadh Righ dhúinn?
4. Do labhradar focail ag tabhairt
a néitigh a ndéanadh cunnartha: mar-
so fásas breitheamhnus suas amhail
muinmhear a neitrighibh an mhachaire.
5. Eagloighidh lucht áitreabha Sha-
mária, do bhrígh laoigh Bhet-aben: óir
caóidhfid a dhaoine ós a cionn, agus
a sagairt do gháirdigh ria do brigh
a glóire, do chionn gur imthigh uáite.
6. Do bhéartar fós do Narsiria
* Caib. 5. 13. é mar thabhartas go Righ * Iareb:
do gheba Ephraim náire, agus biáidh
náire ar Israel tre na chomhairle féin.
7. Ar son Shamária, do gearradh
a Righ amach mar an ccubhar ar a
nuisce.
8. Aite árda Aben mar an gcéad-
na, sgriosfaidhear peacadh Israel:
tiucfaidh an droighion, agus an fog-
bannán suas ar a naltóracaibh, a-
* Isa. 2. 16. gus * déaraid ris na sléibtib, folch-
Luc. 23. 30. aidh sinn; agus ris na cnocaib, tuitigh
Deut. 6. 16. orainn.
& 9. 9. 9. O a Israel, do pheacaidh tú ó
laethibh Ghibeáh: ann sin do sheasadar:
ni rug an cath a nGibeáh a naghaidh
chloinne a neigceirt orra.
10. Atá dfonn orum a smachtu-
ghadh: agus cruinneocchtar an pobal na
naghaidh, an tan cheangolaid iad féin
a ndá eitrighe.
11. Agus is laogh do mhúineadh
Ephraim, agus gráduighidh sé an tarbhar
do shaltairt sios: acht dimthigh misi
tar a muineal breágha: do bhéara mé ar
Ephraim marcuigheas do dhéanamh, treabhochaidh
Iudah agus brisfidh Iacob a fhóide.
12. Siolchuiridh dibh féin a nionra-
cus, beanaidh a ttrócaire, brisidh suas
† Ier. 4. 3. bhur bfearann * bhranar; óir is mithid
an Tighearna diarraidh nó go tti sé,
agus go bfearaidh fíreuntacht oraibh:
13. Do threabhabhair urchóid, do bhena-
bhair éiccert, dithebhair toradh na mbréug:
do brigh gur dhóthcuraigh tú ann do
shlighe, a niomadamlacht do dhaóine
cumhachtach.
14. Uimesin éireochaidh ceannghal eidir
do dhaóinibh, agus millfidhear do dhaing-
nin uile, mar do mhill Salman * Bet- * 2 Righ. 13. 13.
arbel a ló an chatha: do réubadh an
mhathair na bloghaibh ar mhuin a cloinne.
15. Mar so do dhéana Betel ribhsi,
do bhrígh méid bhur nuirchóide: ann a
maidin gearrfaighear Righ Israel
tria amach.

## CAIB. .11

AN tan do bhí Israel na le-
namh, ann sin dob ionmhuin
liom é, agus do ghoir mé mo
* mhac amach as an Ne- † Math. 2. 15.
gipt.
2. Mar do ghoireadar iad, is mar-
sin dimthigheadar uatha: dioidhbradar
do Bhaalim, agus do loisgeadar tuis
diomháighib greanta.
3. Do mhúin mé fós siubhal do Eph-
raim dá nglacadh ar lámhaibh: acht
ni raibh a fhios aca gur leighis mi-
si iad.
4 Do tharraing mé iad le córdaibh
duine, le cuibhreach grádh, agus do
bhí mé dhóibh mar an droing tógbhas
an chuing ar a ngiallaibh, agus do chuir
mé biadh fútha.
5. Ni fillfidh sé go crich na hÉ-
gipte, acht budh é an Siriánach a Righ,
do brigh gur dhiultadar filleadh?
6. Agus coim[illegible] an cloidheamh
ar a ccaithreachaibh, agus brisfidh sé a
bheangáin, agus sluigfidh iad, do brigh
a ccomhairleach féin.
7. Agus atá mo phobal claon chum
sleamhnuighthe siar uaimse: bíodh gur
ghoireadar iad chum an té is ro áirde,
ni áirdeochaidh duine ar bioth é.
8. Cionnus bhéaras mé suas tú,
a Ephraim? cionnus seachódas mé
thú, a Israel? cionnus do dhéanas
mé

Ge.19.22. Am.4.11. mé tú amhuil * Adamah? cionnus shuigh-
eochus mé tú amhuil Seboim? do
hiompoigheadh mo chroidhe ionnam, do la-
sadar maithreachuis a néinfheacht.

9. Ní chríochnocha mé buirbe mfeirge,
ní iompocha mé do mhilleadh Ephraim;
óir is Dia mé, agus ní duine, an táon
náomhtha ann do lár, agus ní rachaidh
mé a steach annsa chathraigh.
10. Siubholaidh siad a ndiáigh an Ti-
gearna; núallfaidh sé amhuil leoman:
an tan núallfas sé, ann sin criothnoch-
aidh an chlann ó niartar.
11. Criothnochaidh siad amhuil éun as
an Négipt, agus amhuil colum as tír
na Hassiria: agus suidheocha misi io-
na dtighthibh iad, a deir an Tighearna.
12. Compáraigh Ephraim mé fa
ccuáirt lé bréagaibh, agus tigh Is-
rael le ceilg: acht riaghlaidh Iúdah
fós maille ré Dia, agus atá sé ionraic
maille leis na náomhaibh.

## Caib. 12.

Beathuighthear Ephraim lé
gaóith, agus leanaidh sé a
ndiáigh na gaóithe a noir:
méduighidh sé bréaga go
láetheamhuil, agus áonránas, agus do
nid cunnradh ris na Hassirianachaibh,
agus beirthir ola don Négipt.
2. Atá imreasan ag an Tighearna
ré Iúdah, agus smaicteocha sé Ia-
cob do réir a slighthe, do réir a
gníomh do bhéara sé luáigheacht dó.
..25. 3 Do ghlac sé * a dearbhráthair ar sáil
annsa mbroinn, agus le na neart do bí *
..12.24. ..35.9. cumhacht aige ag Dia.
4. Ussedh, do bí cumhacht aige ós
cionn a naingil, agus rug sé buáidh:
..3. do cháoi sé, agus do rinne sé guidhe
chuige: fuáir sé é san * Bhetel, agus
ann sin do labhair sé rinne.

5. Eadhon an Tighearna Dia na slógh,
is é an Tighearna * a chuimhneachadh.
6. Ar a nadhbharsin fillse chum do
Dhé; coimhéd trócaire, agus breitheam-
nus, agus feith ar do Dhia do ghnáth.
7. Is ceannaighe é, atáid meadha na
mealltóireachta iona láimh: gráduighe sé
foiréigion do dhénamh.
8. Agus a dubhairt Ephraim, giodh-
headh táinic mé chum beith saidhbhir, fuáir
mé substaint: ann mo sháothraibh uile
ní bhfuighid siad éigceart ar bioth io-
nnam, do bhí na peacadh.
9. Agus misi an Tighearna
do Dhia, ó chrích na Hégipte do bhé-
ra mé ortsa fós áitreabhadh a bpáil-
liunaibh amhuil a láethibh a nfléasta sol-
lamonta.
10. Do labhair misi fós ris na fái-
ghibh, agus do mhéduigh mé fise, agus
do ghnáthaigh mé cosamhlacha tré mi-
niostralacht na bfáigheadh.
11. An bhfuil éigceart ann Gilead?
go deimhin is díomháoineas iodbartaidh
siad bulóga * a Ngilgal; atá fós
a naltóra mar chárnaibh a neitrighibh * Caib. 4.15. & 9.15.
an mhachaire.
12. Agus do theith * Iacob don † Gen. 28.5.
Hassiria, agus do rinne Israel ser-
bhís ar son * mná, agus ar son mná *Gen. 29.20.
do choimhéd sé [caóirigh.]
13. Agus * lé fáidh do thug Exod.12.50.51.
éoruigh Dia Israel amach as an
Négipt, agus lé fáidh do sábhá-
ladh é.
14. Do bhrosduigh Ephraim é
chum feirge go doirbh: ar a nadh-
bharsin fágfaidh sé a fhuil air: agus
fillfidh a Thighearna a sgannail chuige
féin.

## CAIB. 13.

AN tan do labhair Ephraim, ar criot, dárduig sé é féin a Nisrael: acht an tan do pheacuidh sé a Mbaal, fuair sé bás.

2. Agus anois peacuighid siad ni is mó, agus ni is mó, agus do rinneadar iomháighe leaghtha dá nairgiod, agus iodhail do réir a ttuicsiona féin, iad uile oibreacha na bhfear ceirde: a deirid dá ttáobhsan, na ndaóine iodhbras, pógaidís na laóigh.

3. Uimesin béid siad amhuil néull maidne, agus amhuil an mochdhrúcht, noch [imthighios sechad, mar an ccáith dibeartar leis an ngaóith ghuairdeáin as a nurlár, agus amhuil an deatach as an tsimné.

4. Thairis sin is misi an Tigearna do *Dhia ó chrich na Hégipte, agus ni biáidh fios dia ar bith agad acht misi: óir ni bhfuil slánaightheóir táobh amuigh diomsa.

† Isa. 43.11. Caib. 1. 9.

5. Dob aithne dam tú ansa bhfásach, a ndúthaigh an tarta móir.

6. Do réir a ninbhir, is marsin do líonadh iad: do líonadh iad, agus do bhí a ccroidhe ar na ardughadh: uimesin do dhearmadar misi.

7. Uimesin biáidh misi dóibhsion amhuil leomhan, mar leopard ansa tslighe bhfaire mé dom aire iad.

8. Teigeomha mé riú amhuil beithir dá mbeantar [a cuiléin], agus brisfe mé scairt a ccroidhe: agus ansin sluicfidh mé iad amhuil leomhan, réubfuidh an beathach álta iad.

9. O a Israel, uáidh féin atá do sgrios, acht is ionnamsa atá do chabhair.

10. Biáidh misi am Righ agad: cáit a bhfuil duine ar bioth oile féadas do shábháil ann do chaithreachaibh uile? agus do bhreitheamhuin, do thaoibh a ndubhairt tú, tabhair damhsa Righ agus prionnsadha?

11. Thug mé *Righ duit ann mfeirg, agus rug mé liom é ann mo dhibhfeirg. ‡ 1 Sam. 8.5. & 15.23. & 16.1.

12. Atá éigceart Ephraim ceangailte súas: do folchadh a pheacadh.

13. Tiucfuidh doilghiosa re miodhnuibh air, is mac éigcrionna é, óir nor chóir dó seasamh a bhfad a náit brisde amach na cloinne.

14. Fuáisceola mé iad ó chumhachtaibh na huáighe: fuáisceola mé iad ón mbás: oh *a bháis biáidh misi am pláigh duit; oh a uáigh, biáidh mé am sgrios duit: foileochtar aithreachus óm shúilibh. † 1 Cor. 15. 55.

15. Má tá go bhfuil sé tarbhach a measg a dhearbhráithreach, *tiucfa gáoth a noir, tiucfa gáoth an Tighearna súas ón bhfásach, agus tiormochaidh sí a tobar, agus tiormochthar súas a thiobruid: millfe sé ionnmhus gach uile soitheach taitneamhach. † Esech. 19.12.

16. Biáidh Samaria áonránach, óir do rinne si cogadh a naghaidh a Dé: tuitfid siad ris an cclaidheamh, réubfar a naóidhin na mblodhuibh, agus sgoiltfighear a mná torrcha.

## CAIB. 14.

HA Israel, fill chum an Tighearna do Dhia; óir thuit tú led éigceart.

2. Glac chugad briathra, agus fill chum an Tighearna; abair ris, beir uáinn a nuile éigceart, agus gabh chugad go grásamhuil sin: marsin do bhearam uáinn *laóigh ar a bpuisineadh. † Ebhr. 15.

3. Ni chaomhnochaidh Assur sinn, ni bhearam marcuigheacht ar eachaibh, ni mó a dhearam ni is mó le hobair ar lámh, is sibhsi ar ndée; óir is ionnadsa do gheibh an dilleachta trócaire.

4. Sláineocha mé a sleamhnuighthe siar, biáidh grádh agum orrtha go toileamhuil; óir dfill mfearg uádha.

5. Biáidh mé mar an ndrúcht dIsrael;

raél: fásfuidh sé mar an lile, agus
cuirfidh sé a ḟréamha amach aṁuil Le-
banon.
6. Leaṫnoċuid a ġeugáin, agus biáiḋ
a sgiaṁ aṁuil crann ola, agus a bo-
laḋ aṁuil Lebanon.
7. Fillfid an drong áitreabus faoi
na scáile, aiṫbeoċuid aṁuil an tar-
bar, agus fásfuid mar an bfíneaṁuin:
biáiḋ a bolaḋ aṁuil fíon Lebanon.

8. [A deura] Ephraim, créd atá
agam ré a dhéanaṁ ni is mó ré hiodh-
aluiḃ? do ċualuiḋ mé, agus dféuċ mé
é: is cosṁuil mé ré crann glas giu-
ṁais, is uáimse fríṫ do ṫoradhsa.
9. Cia is críonna, agus tuigfe sé
na neiṫesi? glic, agus aiṫeona sé
iad? óir is díreaċ slighthe an Tiġear-
na, agus siubholuid na fíréin ionta:
aċt tuitfid na ciontuiġ ionta.

# IOEL.

## CAIB. I.

riathar an Tighearna tháinic
chum Ioel mac Petuel.
2. Cluinidh so, a dhaoine
foirfe, agus tugaidh éis-
deacht uáibh, sibhsi uile dhúthchusaigh na
tíre: an raibh so ann bhur laethibhsi,
nó a laethibh bhur naithreadh?
3. Innisidh dá bhur ccloinn é, agus
innisiodh bhur cclannsa dá ccloinn féin,
agus a cclannsan do ghinelach oile.
4. Dith an lócuist an ni dfág an
piast palmer; agus an ni dfág an
lócuist, a dhuáigh an péist chancar; a-
gus an ni dfág an péist chancar, a
dhuáigh an catepiler é.
5. Músclaidh a lucht na meisce,
agus guilidh, agus nuallaidh a uile
lucht óla fiona, do bhrigh a nfiona
nuáidh; óir do gearradh ó bhur mbéul
é.
6. Oir tháinic cineadh a nios ar
mfearann atá láidir agus gan áireamh,
a bhfuil a fiacla amhail fiacla leom-
ain, agus atáid fiacla carbaid
leomhain móir aige.
7. Do rinne sé mfingheamhain na fá-
sach, agus do bhean an choirt dom chrann
fige: do rinne sé lom go hiomlán é,
agus do theilg úadha é, do rinnead
a geaga geal.
8. Caóidh do nós maighdine ar na
gabháil a saicéadach ar son céile a
hóige.
9. Do gearradh a nofráil bidh, a-
gus a nofráil dighe ó thigh an Tig-
hearna; caóinid na sagairt seirbhisigh
an Tighearna.

10. Atá an machaire na fásach,
do ni an talamh doilghíos: óir do
hanchaitheadh an tarbhar, do thiormaigh
an fion núadh, atá a nola ag cnaói.
11. Biodh náire oraibhsi, a fhera
tighe: núallaidh a lucht deasaighthe
na fíngheamhna, ar son na cruithneachta,
agus ar son na heorna: do bhrígh
gur mheath fóghmhar an mhachaire.
12. Do thiormaigh a nfingheamhain súas,
agus seargaidh an crann fige, an crann
pomgranat, an crann pailme fós a-
gus a nabhall, eadhon do chríonadar
uile chrainn an mhachaire: do bhrígh gur
chríon gáirdeachus ó macaibh na ndaoine.
13. Crioslaighidh sibh féin, agus
caóidhigh a sagarta, núallaidhsi a
seirbhisigh na haltóra: tigidh, luighidh
ar fead na hoidhche a saicéadach, sibh-
si seirbhisigh mo Dhé: óir do cong-
mhadh a nofráil bidh; agus a nof-
ráil dighe ó thigh bhur Ndé.
14. * Náomhaighidhse trosgadh, goiridh Cab. 2. 15.
coimhthionól sollamonta, cruinnighidh
na sinnsir, agus éighidh chum an Ti-
ghearna.
15. Mo thruáighe ar son an laói:
óir * atá lá an Tighearna do láthair, a- Isa. 13. 6.
gus tiucfa sé amhail sgrios ó nuile-
chumhachtach.
16. Nach ar gearradh amach an biádh
ar coimhe bhur súl, gáirdeachus, fós
agus lúathgháir ó thigh ar Ndé?
17. Do lobh an síol faói na fóduibh,
do fágbhadh na gairneil folamh, do
briseadh síos na sciobóil: óir do chríon
an tarbhar.
18. Cionnus osnaighid na beathaigh?
atáid na healbhadha áirneise buáidhear-
tha, do bhrígh nach bhfuil beatha ar biot
aca, fós do fágbhadh na tréuda
cáorach áonránach.

19. O

19. O a Thiġearna, is ċugadsa éiġfios misi: óir do ḋóiġ an teine inbhéarna a nfásaiġ, agus do loisc an lasair uile ċrainn an ṁachaire.

20. Coimhéid fós beathaiġ an ṁachaire ċugad: óir do tiormuiġeadh srotha uisce na naibhne, agus do ḋóiġ an teine inbhéarna a nfásaiġ.

---

## Caib. 2.



Séidiġ an stoc a Sion, agus fuáimniġ gáir ann mo sliabh náomhtha: criothnuiġedis luchd áitreabhtha na tíre: óir tig lá an Tiġearna; óir atá sé a bfogus;

2. Lá dorċachta, agus gruamadha, lá néull agus dorċadais tiuġ, mar do leathnuiġ an ṁaidin ós na sléibhtibh: pobal mór láidir nach bfacus a leithéid, agus nach biaidh ní sa mó na na ḋiaiġ, eadhon go bliadhnaibh mórain ginealach.

3. Sluiġidh teine rompa agus na ndiaiġ, loisgidh lasair; atá an tír amhuil gáirdin Eden rompa, agus na fásach uaignech, agus ní réċa aoinni as uatha.

4. Atáid a ttaisbénta amhuil taisbénta each, agus amhuil marcsluaġ is mar sin rioṫfuid siad.

5. Cosṁuil lé fuáim carbad ar mullaiġibh na sliabh lingfid siad amhuil torann lasrach teineadh loisgios an connlach, amhuil dáoine láidre a nórduġadh catha.

6. Ar coinne a naiġthe béid na dáoine lán do péin, cruinneoċuid na huile gnúise dubhachas.

7. Rioṫfuid siad do nós dáoine cumasach, do ḋéunaid dreapairecht an balla amhuil luchd cogaidh, agus racaidh ar a nagaidh gach áon iona sliġtibh, agus ní brisfid a nórduġadh.

8. Ní mó ḃrúiġfios neach ar a ċéile, siubholaidh gach duine aca iona ċasán féin, agus an tan tuitfid ar an ccloiḋeamh ní loitfiġear iad.

9. Rioṫfuid siad cuige agus uadha ann sa ċaṫraiġ, rioṫfuid ar an mballa: do ḋéunuid dreapaireacht suas ar na tiġtibh.

10. Criothnoċuid an * talamh rompa, coimhcraiṫfid na neimha, biaidh an ġrian agus an ġealach dorċa, agus coimeoċuid na réulta ar a ndealradh. † Isa. 13. 10. Esech. 32. 2.

11. Agus laibheoruidh an Tiġearna a ġuth ar coinne a ṡluaiġ; óir is ro ṁór a forlongport: óir is láidir an té ċriochnuiġios a focal: óir is mór * lá an Tiġhearna, agus ro uathbhásach, agus cia ḟédas a fulang? * Ier. 30. 5. Amos. 5. 18. Seph. 1. 15.

12. Uime sin anois a deir an Tiġhearna, * fillidsi ċugamsa maille re bhur nuile ċroidhe, agus le troscadh, agus lé gul, agus lé dóbrón. † Ier. 4. 1.

13. Agus réabuidh bhur ccroiḋthe, agus nára iad bhur néudaiġe, agus fillidh ċum an Tiġearna bhur Ndia: * óir atá sé grásamhuil, agus trócaireach, mall ċum feirge, agus lán do ċineul, agus atá aithreachus air um a nolc. * Exod. 34. 6. Psal. 86. 35. Jonah 4. 2.

14. * Cia agá bfuil a fios má fillfidh sé, agus má ní sé aithriġe, agus beannacht d'fágbháil na ḋiaiġ, eadhon ofráil bídh, agus ofráil diġe don Tiġearna bhur Ndia? Jonah 3. 9.

16. Séidiġ an stoc a Sion, * náomhuiġh troscadh, goiridh coimhthionól sollamonta. † Cab. 1. 14.

16. Cruinniġidh an pobal: náomhuiġh an ċlann, agus an méid ibhios an ċíoch: éirġiodh an fear nuadhpósta amach as a sheomra, agus an bean nuadhpósda amach as a cuil.

17. Guileadis na sagairt seirbhisiġ an Tiġearna eidir an bpóirse, agus a naltóir, agus abradais; coigil do pobal a Thiġearna, agus ná tabhair hoidhreacht ċum masla, ionnus go rachalocaidis na geinte ós a ccionn: * creud as a naibheoradais a measc an pobail, cáit a bfuil a Ndia? † Psal. 42. 10. & 79. 10. & 115. 2.

18. Ann sin biaidh an Tiġhearna

lómar

lomar ar son a ḋúiṫċe, agus do dhéana sé truáighe dá ṗobal.

19. Fós freagóruidh an Tiġearna, agus déaruidh sé re na ṗobal, féuċ, cuirfe mé arbhar, agus fíon, agus ola ċugaibh, agus beithi sáiṫeaċ leis: agus ní dhéana mé masla dhíbh ní sa mó a measg na ngeinteadh.

20. Acht áiṫreoċa mé a bhfad uaibh [slúaġ] an tuáisceirt, agus tearneonga mé é go tír foluim fásuiġ, gus a aġaidh leaṫ ris an bhfairrge ṡoir, agus a ċuid siar de leaṫ ris an bhfairrge is faide amaċ; agus tiucfuiḋ a bhréuntas súas, 7 tiucfuiḋ a ḋroċbholadh súas, do bhriġ go ndéarnuiḋ sé neiṫe móra.

21. Ná heagluiḋ, a ṫír, biṫi gáirdeaċ, agus lúaṫġáirigiḋ: óir do dhéana an Tiġearna neithe móra.

22. Ná bíoḋ eagla oruibh, sibhsi a bheaṫuiġ anmaġa: óir atáid inbhearna a bhfásuiġ ag fás; óir do beir an crann a ṫoradh, do beir an crann fíge agus a nfíneamhuin a neart.

23. Biṫhi meanmnach maiseadh, a ċlann Sion, agus lúaṫġáirigiḋ ann sa Tiġearna bhur nDia; óir ṫug sé an ċeidfearṫuinn díbh go measardha, agus do dhéana sé ar an * bhfearṫuinn teaċt a núas ċugaibh, an ċeidfearṫuinn agus a nfearṫuinn deiġionach ann sa ċéidmí.

† Lebhit. 26. 4. Deut. 11, 14.

24. Agus béid na hurláir lán do ċruiṫneaċt, agus raċuid na dabhċa ṫar ais lé fíon, agus le hola.

25. Agus aiseoga mé díbh na bliadhna a dhuáig an lócust, an péist ċanċar, agus an catirpiler, agus an péist palmer, mo ṡlúaġ mór noċ do ċuir mé bhur measc.

26. Agus iosthaoi go lór, agus béithi sáiṫeaċ, agus molfuiḋe ainm an Tiġearna bhur nDia do roinn go hiongantaċ ribh, agus ní náireoċṫar mo ṗobal ċoiḋċe.

27. Agus aiṫeonṫaoi go bhfuilimsi a láir Israel, agus gur misi an Tiġearna bhur nDia, agus naċ áon ar bioṫ oile, agus ní náireoċṫar mo ṗobalsa ċoiḋche.

28. Agus tiucfa a ccrich na ḋiáiġ sin, go * ndóirtfiḋ mé mo spiorad ar a nuile ḟeóil, agus go ttarrngeorfiḋ bhur mic, agus bhur ninġeana; do ċifiḋ bhur seandaoine aislinge, do ċifiḋ bhur nógánuiġ taibhriġṫe.

* Isa. 44. 3. Gniomh. 2. 17.

29. Agus fós dóirtfiḋ mé amaċ ar móglaċuibh, agus ar mo bhanóglaċaibh mo spiorad ann sna láeṫibh sin.

30. Agus foillseoċa mé iongantа ann sna neamhuibh, agus ann sna talamh, fuil, agus teine, agus piléir deataiġe.

31. * Fillfiġear an ġrian a ndorċadas, 7 an ġealaċ a bhfuil roimhe an lá mór, 7 úaṫbhásach an Tiġearna do ṫeaċt.

† Caib. 3. 15.

32. Agus tiucfa a ccríċ * giḋ bé ar bioṫ ġoirfios ar ainm an Tiġearna, go sáorfuiġear é: óir a sliabh Sion, agus ann Ierusalem biáiḋ sáoradh mór, mar a deir an Tiġearna, agus ann sa bhfuiġilleaċ noċ ġoirfios an Tiġearna.

* Romh. 10. 13.

## CAIB. 3.



Ir féuch ann sna láeṫib sin, agus ann sa namsin an tan do dhéanus misi ar ais braiġdionus Iúdah, agus Ierusalem,

2. Cruinneoċa mé fós a nuile ċinéul, agus do dhéana mé síos iad go gleann Iehosaphat, agus taigeora mé riu ann sin ar son mo ṗobail, agus ar son moiġreasa Israel, noċ do scáinreadar a measg na ccineadhach, agus ar roinneadar mo ḋúṫaiġ.

3. Agus do ṫeilgiodar crannċar ar mo ṗobal, agus ṫugadar búaċuill ar ṁeirdriġ, agus do reacadar óigbhean ar ḟíon, ċor go nibhedis.

4. Tuilleamh oile, cred bhur nimṫeasa orumsa, a Thior agus a Shidon, agus uile ċóstadha Phalestin? an ccuiteoċṫaoi luáiḋeaċt riom? agus má leasuiġionn sibh riom, fillfidh mé go lúaṫ agus go tapuiḋ bhur ccuiṫiuġadh ar bhur ccionn féin.

5. Do bhriġ gur ġlacabhar m'airgiod, 7 m'ór, 7 go rugabhar da bhur ttempalluibh mo neiṫe maiṫe taitneamhaċa.

6. Do

6. Do reacabhar fós clann Iudah, agus clann Ierusalem ris na Greugachaibh, chor go náitreachadh sibh iad a bhfad ó na tteóranuibh féin.

7. Féuch, tóigfe mé iad as a náit a reacabhar iad, agus fillfid mé bhur ccentiughadh ar bhur ccenn féin.

8. Agus reacfa mé bhur mic agus bhur ningheana a lámhuibh chloinne Iudah, agus reacfuid iad ris na Sabeánachaibh, re daoinibh a nimchéin; óir a dubhairt an Tighearna é.

9. Fuagruidhse so a measc na ngeinteadh; gléasuidh cogadh, déunuidh súas daoine neartmhara, tigeadh na huile luchd cogaidh a bfogus, tigeadis a nios.

Esa. 2.4. 10. * Déunuidh cloidhmhte dá bhur niarnach seisrighe, agus gaethe dá bhur ccorránuibh glanta; abradh an lag, atáim láidir.

11. Cruinnighidh sibh féin, agus tigidhse a geinte uile, agus cruinnighidh sibh féin a bfochair a chéile timchioll fa ccuáirt: tabhair ar do dhaoinibh neartmhara teacht sios ann sin, a Thighearna.

12. Músgaltar na geinte, agus tigeadis a nios go gleann Iehosaphat: óir is ann sin shuighfeas misi do dhénamh breitheamhnuis na ngeinteadh uile timchioll fa ccuáirt.

Taisb.14.15. 13. * Cuiridh ann an corrán, óir is abuidh an fóghmhar; tigidh, éirghidhe sios; óir atá an tomar cum bruighte, atáid na dabhcha ag cur tarsa; óir is mór a nurchóid.

14. Slúagh mór, slúagh mór a ngleann na cceannaighe: óir atá lá an Tighearna a ccomfogus a ngleann na cceannaighe.

15. Dorchóchthar * an ghrian agus an ghealach, agus coimheóchaid na reulta ar ais a nollradh. † Caib.2.31.

16. Núallfuidh an Tighearna fós amach as * Sion, agus cuirfid a ghuth amach as Ierusalem, agus biáidh neamh agus talamh ar crioth; as budh é an Tighearna dóthchus a dháoine, agus neart chloinne Israel. † Jer.25.30. Amos 1.2.

17. Mar sin aitheontaói gur misi an Tighearna bhur Ndia ag áitreabh an Sion mo shliabh náomhtha; ann sin biáidh Ierusalem náomhtha, agus ni racfuidh * coimhightheach ar biot thríthe ni is mó. † Taisb.21.27

18. Agus tiucfuidh a ccrích ann sa ló sin go * silfid na sléibhte fion núadh a núas, agus lionfuid na cnoic le bainne, agus tuileochaid uile shrotha Iudah le huisgeadhuibh, agus tiucfuidh tobar amach as tigh an Tighearna, agus fliucfuid sé gleann Shittim. † Amos 9.13.

19. Biáidh an Négipt na fásach, agus biáidh Edom na fásach áonránach, do bhrígh foiréigin a nagaidh chloinne Iudah, do bhrígh gur dhóirtedar fuil neimhchiontach ann a ndúthaigh.

20. Acht áitreobhuidh Iudah go bráth, agus Ierusalem ó ghinealach go ginealach.

21. Oir glanfa misi a bhfuilsion, nach ar ghlan mé: óir áitreabhuidh an Tighearna ann Sion.

A M O S.

# AMOS.

## CAIB. I.

BRiathra Amos do ḃí a measc
aoḋaireaḋ Thecoa, noċ do
ċonairc sé a ttaoḃ Israel
a laeṫiḃ Uzziah Ríġ Iú-
dah, agus a laeṫiḃ Iero-
boam mic Ioas Ríġ Israel, dá ḃliaḋain
roiṁe an * ccrioṫ talṁan.
† Zech. 14.5. 2. Agus a duḃairt sé, * nuallfaiḋ
† Jer 25.30. an Tiġearna ó Shion, agus foillseo-
* Joel. 3.18. ċaiḋ sé a ġuṫ ó Ierusalem, agus
gulfiḋ áitreaḃa na náoḋaireaḋ, agus
mullaċ Charmel.
3. Is marso a deir an Tiġearna: ar
son ṫrí sáruiġthe Dhamascus agus
ar son a ceaṫair, ni ċoigeola mé iad, do
ḃriġ gur ḃuáileadar Gileád lé sústiġiḃ
iarainn.
4. Aċt cuirfiḋ mé teine go tiġ Ha-
zael, noċ ḋóiċfios áite Bhenhadad.
5. Brisfiḋ mé mar an ccédna bar-
ra Dhamascus, agus gearrfa mé amaċ
an táitreaḃtaċ ó réiteaċ Aven, agus
*2Cor.28.18. an té ċongḃas an tslat ríoġa ó tiġ
Eden: agus raċfaiḋ daóine na Siria a
ndaóirsine go Cir, a deir an Tiġear-
na.
6. Mar so a deir an Tiġearna, ar
son ṫrí sáruiġte * Gáza, agus ar
son a ceaṫair ni ċoigeola me iad: do
ḃriġ go rugadar leó a láim na braiġ-
de go hiomlán, dá sceaḋaḋ do Edom.
7. Aċt cuirfe misi teine ar balla
Gáza, noċ ḋóiċfios a páláis.
8. Agus gearrfa mé amaċ an tái-
treaḃtaċ ó Asdod, agus an té ċong-
ḃas an tslat ríoġa ó Ascelon, agus
iompocha mé mo láiṁ a naġaiḋ Ecron,
agus imeoċaiḋ fuiġilleaċ na bhPhilisti-
neaċ sceaḋ, a deir an Tiġearna Dia.
9. Mar so a deir an Tiġearna, ar
son ṫrí sáruiġte Tirus, agus ar son
a ceaṫair ni ċoigeola mé iad: do ḃriġh
gur sceaḋadar súas na braiġde uile do
Edom, agus nar ċuimhniġiodar an cun-
radh dearbráiṫreaṁuil.
10. Aċt cuirfiḋ mé teine ar balla
Tirus, noċ loisgfios a páláis.
11. Mar so a deir an Tiġearna, ar
son ṫrí sáruiġte Edom agus ar son a
ceaṫair, ni ċoigeola mé iad: do ḃriġ gur
lean sé a dearbraṫair leis an ccloi-
ḋeaṁ, agus gur teilg úaḋ gaċ uile ṫrú-
áiġe, agus gur réub a fearg go sí-
orruiḋe, agus gur ċoṁaill a fearg go
síorruiġe.
12. Aċt cuirfiḋ mé teine ar Theman,
noċ loisgfios páláis Bhosrah.
13. Mar so a deir an Tiġearna, ar
son ṫrí sáruiġte ċloiṅe Ammon, agus
ar son a ceaṫair ni ċoigeola mé iad: do
ḃriġ gur scoiltiodar súas mná torr-
ċa Ghileád, ċor go bfairsiongaidis a
tteóranna féin.
13. Aċt lasfa mé teine a mballa
Rabbah, agus loisgfiḋ sí a páláis sin,
le gáir a ló an ċaṫa, maille re stoirm
a ló na gaóiṫe guáirdeáin.
15. Agus raċfaiḋ a Ríġ a mbraiġ-
dionas, é féin, agus a ṗrionnsaḋa a
néinfeaċt, a deir an Tiġearna.

## CAIB. 2.

Marso a deir an Tighearna: ar son thri sárughthe Mhóab, agus ar son a cheathair, ni choiseola mé é: do bhrígh gur loisc sé * cnámha Righ Edom a náol. 2.Righ.3.27

2. Acht cuirfidh mé teine a Mhóab, agus dóighfidh sí páláis Ciriot, agus éugfaidh Mhoab le headhargain, lé gáir, agus le fuáim an stuic.

3. Agus gearrfa mé amach an breitheamh as a lár, agus muirfiod a uile phrionnsadha maille ris, a deir an Tighearna.

4. Marso a deir an Tighearna: ar son thri sárughthe Iúdah, agus ar son a cheathair ni choiseola mé é: do bhrígh gur dhiumbhuigheadar dligheadh an Tighearna, agus nár choimhéadadar a aitheanta, agus thug a mbréuga orra seachrán do dhéanamh, a ndiaigh ar shiubhluigheadar a naithre.

5. Acht cuirfe mé teine ar Iúdah, agus loiscfe sí páláis Ierusalem.

6. Marso a deir an Tighearna: ar son thri sárughthe Israel, agus ar son a cheathair ni choiseola mé é: do bhrígh gur * reacadar an fíréun ar airgiod, agus an bocht ar péire bróg. 8.6.

7. Noch shéideanas deir luáithrigh na talman ar cheann an boicht, agus iompoighios slighe an cheannsaigh do leath taoibh: agus rachaidh duine, 7 a athair cum na maighdine, do thruailleadh m'anma náomhtha.

8. Agus luighfid iad féin síos ar édaighibh curtha a ngeall, ag a nuile altóir, agus ibhid fíon an damnaighthe a ttigh a ndé.

9. Gidheadh do sgrios misi an * Tamorritheach rompa, a raibh a áirde cosmhuil re háirde Cedar, agus do bhi láidir amhail na daraighibh, gidheadh do sgrios mé a thoradh a nuas, agus a fréamha faoi.

10. Thug mé sibhsi fós suas as crích na * hÉgipte, agus do threoraigh mé sibh ceathrachad bliadhan thrid an bhfásach do shealbhughadh dúthche an Amoritigh.

11. Agus do thóg mé suas cuid dá bhur macaibh na bhfáidhibh, agus dá bhur ndaoinibh óga mar Nasarítibh: nach marso atáid, a chlann Israel? a deir an Tighearna.

12. Acht thugabhar fíon do na Nasarítibh re a ól, agus do aithnigheabhar do na fáidhibh ag rádh, ná déanaidh * fáidheadóireacht. † Caib.7.12.

13. Féuchaidh, atáimse ar mo bhrúghadh fúibh, amhail bhrúghthear cairt bhios lán do phunnannaibh.

14. Uime sin meithfidh an teitheadh ón lúath, agus ni neartochaidh an neartmhar a láidireacht, ni mó shaorfas an cumasach é féin.

15. Ni mó sheasfas an té ghlacus an bogha, agus an té bhios lúath a ccossaibh ni tháirtheochaidh é féin, ni mó shaorfas an té do ni an teach do marcuigheacht, é féin.

16. Agus an té is beógha a measg na ccumasach, teithfidh sé as tárnocht san ló sin, a deir an Tighearna.

## CAIB. 3.

Eistigh an focal so do labhair an Tighearna bhur nadhaidh, a chlann Israel, a nadhaidh na muintire go hiomlán noch thug mé a níos as crích na hÉgipte, ag rádh,

2. Sibhsi amháin daithin mé do'n uile mhuintearaibh na talman: uime sin smaichteocha mé sibh ar son bhur nuile éigceart.

3. An féidir dias do shiubhal lé chéile, mun bhéid siad réidh?

4. An mbéicfidh an leoman annsa bhforaois a nuair nach bhfaghann fiadhach ar bioth? a néighfe an leoman óg as a uaimh munar ghlac sé ni ar bioth?

5. An bhféadann éun tuitim a bpaintéir ar an ttalamh, áit nach bhi gaiste air bioth? an ttóigfe duine painteir suas ón ttalamh, agus gan ní ar bioth do thógbháil?

6. An séidfidhear stoc ann sa ċaṫraigh, agus gan eagla do ḃeiṫ ar an bpobal? an mbiáidh olc ann sa ċaṫraigh, agus naċ é an Tiġearna do riñe é?

7. Go deiṁin ni ḋéanna an Tiġearna Dia éinni gan taisbeanadh a ṡecréide dá ṡearḃḟoġantaiḃ na fáiġe.

8. Do ḃéic an leoṁan, cia ar naċ biáidh eagla? do labair an Tiġearna Dia, cia naċ ḋéanna tairrnġire?

9. Fúagraidh ós áird a bpálásaiḃ Asdod, agus a bpálasaiḃ ċriċe na Hégipte, ⁊ abraidh; cruinniġidh sib féin air ṡléibtib Shamária: agus féuċaidh an crioncán mór iona lársin, agus an drong anfóirṫeaċ iona lársin.

10. Oir ni feas dóib ceart do ḋéanaṁ, a deir an Tiġearna: noċ ċruinniġios foiréigion, agus sladṁóireaċt iona bpálásaib.

11. Uimesin is marso a deir an Tiġearna Dia, biáidh eascara timċioll fa ccuáirt na tíre, agus béaraidh sé do neart sios uáit, agus sladfuiġṫear do ṗálais.

12. Marso a deir an Tiġearna Dia, mar ḃeanas an tréuḋaiġe as béul an leoṁain dá ċois nó cuid do ċluais; is marsin bearfuiġear clann Israel amaċ, ċoṁnuiḋeas a Samária, a ccoirnéul leabṫa, ⁊ an Damascus a ccolbṫa leabṫa.

13. Eisdiġse, agus fiadnuiġidh a ttiġ Iácob, a deir an Tiġearna Dia, Dia na slóġ.

14. Ann sa ló a naigeóra mé sáruġadh Israel air, aigeora mé fós altóra Bhetel, agus gearrfuiġear adharca na haltóra ḋi, ⁊ tuitfid ċum na talṁan.

15. Agus buáilfidh mé an tiġ geiṁridh leis an ttiġ saṁraidh, agus imeoċaid na tiġṫe dfiaclaib Elepant seaċad, ⁊ biáidh crioċ aig na tiġṫib móra, a deir an Tiġearna.

C A I B. 4.

Eisdiġsi an focalso a ḃaṫ Básan, atá a sliab Shamária, noċ ṡáruiġios an boċt, noċ ċrapas an riaċtanaċ, noċ a deir re na maighistraib, tabhraigh agus ibeam.

2. Do ṁionnaiġ an Tiġearna Dia fa na náoṁṫaċt, féuċ, go ttiucfaid na laéṫe oraib go mbéara sé leis sib le crúcaidhib, ⁊ bur sliocht le dubánaib iascaireaċta.

3. Agus raċṫaoi amaċ air na bearnaib gaċ áon bó air an ni bias roimpe, ⁊ teilgfidhe iad ann sa ṗálás, a deir an Tiġearna.

4. Tigidh go Betel ⁊ sáruiġidh, ann Gilgal oirlionaidh peacadh, ⁊ tugaidh bur níoḋbarṫa lib gaċ maidin, ⁊ bur ndeaċṁaḋa tar éis tri mbliadan.

5 Agus ofrálaidh iodbuirt buidheaċais maille re loibin, agus fúagraidh ⁊ foillsiġidh na hoffrála toileaṁla: óir taitniġ so ribsi, a ċlann Israel, a deir an Tighearna Dia.

6. Agus tug misi fós gloine fiacal dib ann bur ccaiṫreaċaib uile, ⁊ easbaidh arán ann bur bpálásaib; aċt ċeana níor filleabair ċugamsa, a deir an Tiġearna.

7. Agus marsin do ċoñaim mé an fearṫain uaib a nuair do bádar fós tri mi gus an fóġṁar, ⁊ ṫug mé air fearṫain air áonċaṫraiġ, ⁊ ṫug mé air gan fearṫain air ċaṫraiġ oile: do fearadh air ċuid amáin, ⁊ an ċuid ar nar fearadh do ċrion sé.

8. Marsin do ṡeaċránadar a dó nó a tri do ċaitreaċaib go háonċaṫraiġ dól uisge; aċt níor sásadh iad: giḋeaḋ níor ḟilleabair ċugamsa, a deir an Tiġearna.

9. Do buáil mé sib le loscadh gaóiṫe, ⁊ le milcéo; an tan dfásadar bur ngáirdine, ⁊ bur bfineaṁna, ⁊ bur ccroiñ fige, agus bur ccroiñ ola, do mill an ṗéisd palmer iad: giḋeaḋ níor ḟilleabair ċugamsa, a deir an Tiġearna.

10. Do chuir mé an phláiġ bhur measg do réir ghnátha na Hégipte:

do ṁarḃ mé ḃur ndaóine óga ris an ccloiḋeaṁ, agus rug mé ḃur neiċ uáiḃ, agus ṫug mé ar bréntas ḃur bporlongpoirt teaċt suas cum ḃur bpolláireaḋ: giḋeaḋ níor ḟilleaḃar ċugam, a deir an Tiġearna.

11. Do sgrios mé cuid diḃ aṁuil do sgrios Dia Sodom * agus Gomorrah, agus do ḃáḋbar aṁuil aiṫinne ar na ṫarruing amach as an losgaḋ: giḋeaḋ níor ḟilleaḃar ċugam sa, a deir an Tiġearna.

12. Ar a naḋbharsin is marso do ḋéana mé riot, a Israel: agus do ḃríġ go ndéana mé so riot, ullṁaiġ do ṫeagṁáil ré do Ḋhia, a Israel.

13. Oir féuch, an té ċumas na sléibte, agus ċruṫuiġios an gáoṫ, agus ḟoillsiġios don duine créd is smuáineaṁ dó, do ní dorċadas don ṁaidin, agus saltras a náitiḃ árda na talṁan, isé a ainm an Tiġearna Dia na slógh.

# CAIB. 5.

EIstiġe an briaṫarso noch tógḃuimsi suas ḃur naġaiḋ, eadhon caoineaḋ, a ṫiġ Israel.

2. Do ṫuit maiġdion Israel, ni éireocha si ní is mó: do tréigeaḋ í ar a dúṫaiġ, ni ḃfuil duine ar bioṫ dá tógḃáil suas.

3. Oir is marso a deir an Tiġearna Dia, an ċaṫair do ċuáiḋ amaċ na míle, fágfaiḋ sí céud; agus an ċaṫair do ċuáiḋ amaċ na céd, fágfaiḋ sí deiċneaḃar ag tiġ Israel.

4. Oir is marso a deir an Tiġearna ré tiġ Israel, iarruiḋsi misi, agus maírfiḋe.

5. Acht ná hiarruiḋ * Betel, agus ná héiriġiḋ a steaċ go Gilgal, agus ná gluáisiġ go Beersaba: óir raċfuiḋ Gilgal go deiṁin a mbraiġdionas, agus raċfuiḋ Betel a neiṁní.

6. Iarruiḋ an Tiġearna, agus mairfiḋe, deagla go mbrisfeaḋ sé amach aṁuil teine a ttiġ Ioseph, agus go loiscfiḋ sé é, agus naċ biaṫ duine ar biṫ a Mbetel do ṁúċfaḋ é.

7. Siḃse iompoiġios breiṫeaṁnus a murmónta, agus léigios diḃ firéuntaċt ansa talaṁ,

8. Iarruiḋ an té do ní na * seaċt réulta, agus Orion, agus iompoiġios scáile an báis a maidin, agus do do ní an lá dorcha ris a noiḋċe: noċ goirios ar * uisceaḋaiḃ na fairrge, agus dóirtios amaċ iad ar ġnúis na talṁan, isé an Tiġearna a ainm: * Job 9. 9. & 38. 31. † Caib 9. 6.

9. Noċ neartuiġios an [te bhíos] creaċta a naġaiḋ an neartṁar; ionnus go ttiucfaiḋ [an drong] creaċta a naġaiḋ an daingin.

10. Fuaṫuiġiḋ siad an té aitḃirios ansa ġeata, agus gráiniḋ ris an té labras go díreach.

11. Ar a naḋbharsin do bhríġ gurob ar an mboċt saltras sibh, agus go mbeartaói ualaiġe cruiṫneaċta uaḋa, do ríneabhar * tiġṫe do ċlocaibh snoiġte, aċt ní áitreoċtaói ionnta: do plandaiġeaḃar fíneaṁna taitneaṁaċa, aċt ní iobhtaói fíon díoḃ. † Seph. 1. 13.

12. Oir is aitniḋ daṁsa bhur niomad cionntaḋ, agus bhur bpeacaiḋhe anmóra: céusaiḋ an firéun, glacaiḋ cumaoiḋ, agus fillid an boċt do leaṫtaoiḃ ansa ġeata.

13. Uimesin tosdaiġiḋ an duine críona san namsin; óir is droċaimsir í.

14. Iarruiḋ maiṫ, agus nárab olc, ċor go mairfiḋe: agus marsin go mbiáiḋ an Tiġearna Dia na slógh liḃ mar do labrabar.

15. Fuaṫuiġiḋ * an tolc, agus gráḋuiġiḋ an maiṫ, agus suiġiḋ breiṫeaṁnus ansa ġeata, dob éidir go mbiaṫ an Tiġearna Dia na slógh grásaṁuil ré hiarsma Ioseph. † Psal 34. 14. & 97. 10. & Rom. 12. 9.

16. Uimesin an Tiġearna Dia na slógh is marso a deir an Tiġearna, biáiḋ caói ansna huile sráidiḃh, agus a déaraiḋ ansna huile sligṫiḃh móna,

mo ṫruaiġe, mo ṫruaiġe: ⁊ goirfiḋ an
ḟer oibre ċum cuma, ⁊ an luċt bhíos
eolach a ccaoineaḋ ċum caointe.
17. Agus biaiḋ caoineaḋ ann gach
uile ġárrḋa fíneamhna: óir gebha misi
ṫríd, a deir an Tiġearna.
18. A mhairg dibhsi air a bhfuil fonn laoi
an Tiġearna: creud é so dibhse? is dor-
ċadus lá an Tiġearna, agus ni solus?
19. Amhuil dá tteigeaḋ duine roimhe
leomhan, agus go tteigeomhaḋ beithir
air, agus go raċaḋ a steaċ annsa tiġ,
agus a lámh do léigion air an mballa,
agus aithir nimhe do breiṫ air.
20. Nach buḋ dorċadus lá an Ti-
ġearna, agus ni solus? eadhon ro dor-
ċa agus gan soillsi ar biot ann.
21. * Fúaṫuiġim, dísbeguim bur
laeṫe sollamonta, agus ni boiltneo-
ċa mé ann bur ccoimṫionóluiḃ sollamon-
ta.
22. Bioḋ go nofráluiḋe damhsa of-
ráil loisge, agus bur nofrála biḋ,
ni ġebha misi iad: ni mó ċuirfios mé
suim a nofrála síoḋċána bur mbeaṫach
méiṫ.
23. Beir ṫusa uáim fuáim do ċain-
tic: óir ni éistfe mé ceól hadh-
buidh.
24. Acht rioṫaḋ breiṫeamhnus sios
amhuil uisgeḋa, agus fírenntaċt amhuil
sruṫ láidir.
25. * Nar ofrálabhair damhsa iod-
barta, agus ofrála annsa bhfásach
ceaṫrachad bliadan, a ṫiġ Israel?
26. Acht diomċrabhair Tabernacuil
bur Moloċ agus Chiun bur niomáiġe,
reult bur ndé noċ do rinnebhair dib
féin.
27. Uime sin do bhéara misi oruibhsi
dul a ndaoirse me taobh ṫall do Dha-
mascus, a deir an Tiġearna, darab
ainm Dia na slóġ.

† Isai. 5. 19. Jer. 30. 7. Joel. 2.2. Zeph. 1.15.

† Isai. 1.11. Jer. 6.20.

*Gniomh. 7. 42.

CAIB. 6.


Mhairg * don muintir atá a
socamal ann Sion, agus
ċuirios a ndóiġ a sliaḃ
Shamaria, noċ dá ngoir-
ṫear * toga na ccineaḋaċ,
chum a ttáinic tiġ Israel.
2. Imṫiġiḋ sibhsi go Calneh, agus
féuċuiḋ; agus éiriġiḋe as sin go
Hemat mór: annsin imṫiġiḋ sios go
Gát na bPhilistineach: an fearr iad
náid na rioġachtasa? nó an mó a
tteórainn ná bur tteóruinnsi?
3. Sibhsi ċuirios * a bfad uaib an
* droċ lá, agus do beir caṫaóir a
néiginn do ṫeaċt a bfogus;
4. Noch luiġios ar leabṫaċaib dfia-
claib Elepant, agus sínios iad féin
air a leabṫaċaib, agus iṫios na huán
amaċ as an ttréd, agus na gamhna as
lár an stalla;
5. Noch chanas le fuáim an bíol,
agus glésas dóib féin adhbadha ciúil
cosmhuil re Dáibi;
6. Noch ibhios fíon a mbulladoiribh,
agus ungas iad féin leis na holuiġib
is toġṫa: acht ni bfuil doilġios or-
ra ar son anróġ Ióseph.
7. Anois uime sin, raċfuiḋ siad a
mbraiġdionas leis an ccéad droing raċ-
fus a láim, agus áiṫreoċtar fleaḋ na
droinge do shín iad féin.
8. Do * ṫug an Tiġearna Dia é féin
mar mhionnuiḃ, a deir an Tiġearna Dia
na slóġ, fúaṫuiġim ordheircus Iácob,
agus fúaṫuiġim a pálais: uime sin
sgeċóduiġ mé suas an caṫair gun a bfuil
inte uile.
9. Agus tiucfuiḋ a ccrich, má ta-
nann deiċneabhar fear a náentiġ go bfui-
ġid siad bás.
10. Agus tóigfe dearbraṫair a ḋa-
tar suas é, agus an té loisgios é
do tabhairt a ċnám amach as an ttiġ,
agus a deara sé ris an té bhías ag
taobhuib an tiġe; an bfuil duine ar bi-
oṫ

*Luc. 6.24.

*Exod. 19.5.

*Ezek. 12.27.

† Cap. 5.18.

oṫ agaḋ? agus a deara seision, ni
Caib.5.13. bfuil. Ann sin a deara seision, * coisg
do ṫenga: óir ni ḟéadmaoidne tégt
tar ainm an Tiġerna.
11. Oir féuc, dáiṫin an Tiġerna,
agus buáilfiḋ sé an tiġ mór le bris-
tioḃ, agus an tigh beag le scoil-
tibh.
12. An riṫfid eic ar an ccar-
raic? an ttreabochtar eon le damaiḃ?
óir do iompoiġ ar breiṫemnus chum dom-
blais, agus toraḋ a nionracais a mura-
mer.
13. Sibsi noch sólásaiġios an ni
gan tairbhacht, noch a deir, nach ar
ngabamar chugainn adarca le ar neart
féin?
14. Acht féuch, tóigfe misi su-
as cinneḋ bur naġaiḋ, a tiġ Israel, a
deir an Tiġerna, Dia na slóġ, agus
buáiḋeoraid siad sib ó dul a steach
Hemat go habhainn a nfásaiġ.

CAIB. 7.


Arso do ṫaisbéin an Ti-
ġerna Dia damsa, agus
féuch do chum sé lócuis-
tiġ a ttús techt amaċ
an dara fáis; agus
féuch, do bé sin an fás deiġionaċ
déis sgeladóireaċta an Riġ.
2. Agus tárla a nuáir do ċríoch-
naiġedar ite féir na tíre, ann sin a
dubhairt misi, a Thiġerna Dia, maith,
iarraim dathchuinge ort: cia le néir-
eocaiḋ Iácob? óir is beg é.
3. Do ġab aiṫreċus an Tiġerna
uime so; ni biáiḋ, a deir an Tiġer-
na.
4. Is marso do ṫaisbéin an Tiġer-
na Dia damsa, agus féuch, do ġoir
an Tiġerna Dia ceanagh le teine, agus
do loisg sé an taigéan mór, a duáig
ċuid [dí].

5. Ann sin a dubhairt misi, a Thiġer-
na Dia coisg, iarraim dathchuinge
ort; cia le néireochaidh Iácob? óir
is beg é.
6. Do ġab aiṫreachus an Tiġerna
uime so: ni biáiḋ, a deir an Tiġerna
Dia.
7. Is marso do ṫaisbéin sé dam,
agus féuch, do sesc an Tiġerna air
balla dírighthe le doruba, maille re do-
ruba iona láim.
8. Agus a dubhairt an Tiġerna ri-
om, a Amóis cred do chí tú? agus
a dubhairt misi, doruba; ann sin a du-
bhairt an Tiġerna, féuch, cuirfiḋ misi
doruba a meac mo pobail Israel, ni
ġéba mé láim riu ni sa mó.
9. Agus béiḋ áite árda Isaac
uáignech, agus scriosfuiġer Israel na
bfásac, agus éireochaiḋ mé a naġaiḋ
tiġe Ieroboam leis an ccloiḋem.
10. Ann sin do ċuir Amasiah sa-
gart Bhétel fios go Ieroboam Riġ
Israel ag ráḋ, dfeall Amos ad aġaiḋ
a lár tiġe Israel; ni héidir leis an
ttír a briaṫra uile dioṁcar.
11. Oir is marso a deir Amos,
éugfaiḋ Ieroboam leis an ccloiḋem, a-
gus béartar Israel go deimin a láim as
a ttír féin.
12. Fós a dubhairt Amasiah re Ha-
mos, tusa a fir fise, imṫiġ, teiċ
romad go tír Iúdah, agus iṫ arán
ann sin, agus tairngir ann.
13. Acht ná tairngir a ris ni is mó
a Bhétel: óir is é sépel an Riġ é, a-
gus isi cúirt an Riġ í.
14. Ann sin do freagair Amos, agus
a dubhairt sé re Hamasiah, ni fáiġ mi-
si, nó mac fáiġe mé; acht dob aodhaire
mé, agus do buḋ cruinneoċtóir toraiḋ
figeḋ fiaḋáin mé.
15. Agus do ġlac an Tiġerna mé,
mar do len mé an tréuḋ, agus a du-
bhairt an Tiġerna riom, imṫiġ tairngir
dom pobal Israel.
16. Anois uime sin éist tusa bria-
ṫra an Tiġerna; a deir tú; ná tair-
ngir a naġaiḋ Israel, agus * ná sil *Ezek.21.2.
do bhriaṫra a naġaiḋ tiġe Isaac.

17. Uime-

17. Uimesin is marso a deir an Tighearna, biáidh do bhean na meirdrigh ann sa chathraigh, agus tuitfid do mhic agus h'ingheana leis an cclaidheamh, agus roinnfighear th'fearann le dorubha: agus do gheaba tú bás a bhfearán truaillighthe, agus racaidh Israel go deimhin a ndaoirsine as a nduthaigh.

## CAIB. 8.

IS marso do thaisbéin an Tighearna Dia damsa, agus féuch, cliabh do thoradh samhraigh.

2. Agus a dubhairt sé, a Amois cred do chi tú? agus a dubhairt misi, cliabh do thoradh samhraigh: ann sin a dubhairt an Tighearna riomsa, táinic an deireadh ar mo phobal Israel, ni ghéabha mé láimh riu ni is mó.

3. Agus budh nuallfurtach caintici na ttempall san ló sin, a deir an Tighearna Dia: biáidh mórán do chorpaibh marbha ann gach áonáit, teilgfid siad amach iad le ciunas.

4. Eistidh so a luchd sluigios suas na riachtanaigh, eadhon do thabhairt ar bochtaibh a nfearainn meath,

5. Ag rádh, cá huáir rachus an ghealach nuadh uáinn, chor go reacam arbhar? agus an sábóid, le ccuirfemis cruithneacht amach, ag dénam an Epha beag, agus an secel mór, agus ag fallsughadh na ccomthrom le mealltoireacht?

*Caib. 2. 6. 6. Chor go cceinneochamáois an bocht le * hairgiod, agus an tearbadach ar phéire bróg; fós go reacam salchar na cruithneachta?

7. Do mhionnaigh an Tighearna tre oirdhearcus Iácob, go deimhin ni dhearmoda mé go bráth áoinni dá noibreachaibh.

8. Nach ccriothnochaidh an talamh uimeso, agus nach ccaóidhfid gach duine dá ccomhnaighionn ann? agus éireochaidh suas go hiomlán amhail tuile, agus teilgfighear amach, agus báidhfighear é, amhail le tuile na Hegipte.

9. Agus tiucfa a ccrich ann sa ló sin, a deir an Tighearna Dia, go ttiubhra misi ar an ngréin dul faói san meadhon laói, agus do dhéna mé an talamh dorcha san ló ghlan.

10. Agus iompocha mé bhur bhféustadha a ndóbhrón, agus bhur nabhráin uile a ccumhaidh, agus do bhéra mé saicéadach suas ar a nuile leasrach, agus maóile ar gach uile cheann: agus do dhéna mé é amhail mar budh cumhaidh ar son aóinmhic, agus a chriochsin amhail deireadh laói seirbh.

11. Féuch, tiucfuid na laethe, a deir an Tighearna Dia, go ccuirfe misi gorta ann sa tir; ni gorta aráin, nó tart uisge, acht (gorta) éisteachta bhréithre an Tighearna.

12. Agus seachránfuid ó fhairrge go fairrge, 7 ón ttuáisceart gus an deisceart rithfid siad sios suas dialarruidh bréithre an Tighearna, acht ni bhfuighid siad í.

13. Ann sna laethibhsin anbhfainnfid na maighdiona breághdha, agus na daóine óga le tart.

14. An dream mhionnuighios fa pheacadh Shamária, agus a deir, a Dhan, mar is beo do Dhia se, agus mar is beo modh Bheersheba, eadhon tuitfid siadsin, agus ni éireochaid suas a ris go bráth.

## CAIB. 9.

DO chonnairc mé an Tighearna na sheasamh ar a naltóir, agus a dubhairt sé, buáil an fardorus, chor go ccriothnaighid na porstadha: agus gearr ann sa cionn iad uile, agus marbhfaidh misi an deireannach díobh

ḋíob leis an ccloiḋeaṁ: an té ṫeiṫfios
ḋíob ni raċfuiḋ sé as, agus an té raċ-
fus as ni sáorfuiġear é.

2. Dá mbeiṫ go ttoċolaiḋis go hi-
frionn, do ḃéara mo láṁsa as iad: dá
Psal.139.8. &c. mbeiṫ go ndeachdaois dreapairġeaċt suas go
neaṁ do ḃéara mé liom as sin a núas
iad.

3. Agus dá mbeiṫ go bfoileoċai-
ḋis iad féin a mullaċ Charmel sṗionfa
misi, agus do ḃéara mé as sin iad; a-
gus dá mbeiṫ go mbeiḋis a bfolaċ óm
raḋarc a níoċtar na fairrge, annsin
aiṫeonuiḋ mé don naiṫir nimhe, agus
béarfuiḋ sí greim asta.

4. Agus má atá go raċaiḋis a
ndaóirsine roime a naimde, áiṫeonuiḋ
mé don ċloiḋeaṁ as sin, agus muirḟiḋ
Jer.44.11. sé iad, agus cuirfiḋ * mé mo ṡúile
orra le holc, agus ni lé maiṫ.

5. Agus isé an Tiġearna Día na
slóġ bearfas ris an bḟearann, agus
leaġfuiḋ sé, agus caóiḋfiḋ a nuile
ḋuine áitreabus ann, agus éireoċuiḋ
súas go hiomlán amhuil tuile, agus bi-
áiḋ báiḋte mar ṫuile na Hégipte.

Psal.104.3. 6. Is sé do ni * a ṡeomraḋa annsna
neaṁuiḃ, agus do ṡuiḋiġ a ṡlúaġ annsa
Caib.5.8. talaṁ, an té ġoireas * ar uisceaḃuiḃ na
fairrge, agus ḋóirtios amaċ iad ar aḋaiġ
na talṁan: isé an Tiġearna a ainm.

7. Naċ bfuiltí mar ċloinn na Netio-
peaċ damsa, a ċlann Israel, a deir an
Tiġearna? naċ ttug mé Israel amaċ as
Jer.47.4. crić na Hégipte? agus na * Philisti-
niġ as Captor, ⁊ na Siriannuiġ ó Chir?

8. Féuċ, atáid súile an Tiġearna
Día ar an ríoġaċt ṗeacuiġ, ⁊ scriosfa
misi í ó ġnúis na talṁan, amáin nach
millfe mé tiġ Iácob ṫrid amach, a
deir an Tiġearna.

9. Oir fuáigeoruiḋ misi, ⁊ cáiṫfiḋ
mé tiġ Israel a measc na nuile ċineaḋaċ,
amhuil ċorruiġṫior arbar a ccriaṫar,
giḋeaḋ ni ṫuitfiḋ an gráinne is luġa ar an
ttalaṁ de.

10. Eugfuiḋ uile luċt peacuiḋ mo ṗo-
bailsi leis an ccloiḋeaṁ, noch a deir,
ni ḃéara an tolc orruinn, agus ni ṫoir-
meoscuiḋ sinn.

11. Annsa ló sin tóigfe mé súas
* tabernacuil Dháibi do ṫuit, agus Gniomh:15:16.
dúnfuidh mé suas a beárnaḋa, agus
cóirgeaċa mé ar ṫuit de, agus cuirfe mé
súas é mar annsna laéṫib a nallód:

12. Chor go sealboċuid iarsma E-
dom, ⁊ na ngeinteaḋ uile noċ goirṫear am
ainmsi, a deir an Tiġearna do ni so.

13. Féuċ, tiucfuiḋ na laéṫe, a
deir an Tiġearna, go mbéaruiḋ an toi-
reaṁ ar an mbúanuiġe, agus fear brúiġte
na ccáor ar an té ċuirios an síol, a-
gus silfid na sléibte fíon * milis, a- *Joel.3.18.
gus leiġfid na huile ċnoic.

14. Agus do ḃéara mé a ris ar
nais braiġde mo ṗobail Israel, agus
cuirfid súas na caiṫreaċa fásuiḋ, agus
áiṫeoċuid iad, ⁊ plainnḋeoċuiḋ fíneamna,
agus iobuiḋ a fíon sin, do ḋéanuiḋ for-
gáirdiniġe, agus iosuiḋ dá ttoraḋ.

15. Agus plainnḋeoċa misi ann a
ndúṫaiġ iad, ⁊ ni ṫárrongṫar iad ní
sa mó a níos as a ndúṫaiġ, noċ ṫug mé
dóib, a deir an Tiġearna a Ndía san.

# OBADIAH.

## CAIB. I.

Fís Obadiah: is marso a
deir an Tighearna Dia a
ttaoibh Edom, do chuala-
† Jer. 49. 14. mar * aithris ón Tighear-
na, agus do cuireadh teachta a measc
na ngeinteadh, éirgidhe, agus eirgi-
om suas na haghaidh a ccath.
2. Féuch, do rinne mé beag thú a measc
na ngeinteadh, is mór do tarcuisnigheadh
thú.
3. Do mheall uabhar do chroidhe thú:
thusa chomhnuighios a sceilpibh na car-
rag, ar bárr hionad comhnuidhe, noch a
deir iona chroidhe; cia bhéaras misi sí-
os chum na talmhan?
† Jer. 49. 16. 4. * Má atá go náirdeocha tusa
thú féin mar an iolar, agus má atá
go ccuirfe tú do nead a measc na réal-
tann, do bhéara misi as sin anuas thú,
a deir an Tighearna.
5. * Má thangadar gadaighthe chu-
† Jer. 49. 9. gad, má thigid sladmhóiridh san oidhche
(cionnus do gearradh amach tú) nach
goidfidís nó go mbeith go lór aca?
dá ttigdís lucht cruasaigh na ccaor
chugad, nach bfágfaidís cuid do na cao-
raibh?
6. Cionnus do sríonadh amach nei-
the Esau, cionnus do hiarradh suas a
neithe folaightheacha?
7. Thugadar uile daoine do chumainn
chum na teorann thú, do mhealladar na
daoine do bhí síothchánta riot tú, a-
gus rugadar buaidh ort: tug an luchd
ithios harán cneadh fúd, ní bfuil tuigse
ar biot ann san
8. * Nach sgriosfa misi ann sa ló † Isa. 29. 14. Jer. 49. 7.
sin, a deir an Tighearna, daoine glio-
ca amach as Edom, agus tuigsi as sli-
abh Esau?
9. Agus claoidhfidhear do daoine
cumhachtacha, a Théman, chor go ngearr-
fuighear amach le hár a nuile duine do
shliabh Esau.
10. Ar son * fhoiréigin a nadhaidh † Gen. 27. 41. Ezek. 35. 5. Amos 1. 11.
do bhráthar Iácob, foileochuidh náire tú,
agus gearrfuighear amach tú go brách.
11. Ann sa ló ar sheas tú don taoibh
oile, ann sa ló a rugadar coimhthighigh
a shluaigh a láim, agus a ndeachadar each-
trannuigh a steach iona gheata, agus ar
teilgiod crannchar ar Ierusalem, do bhí
tusa mar aon díobh.
12. Acht níor chóir duit féuchuin ar
lá do dhearbhráthar ann sa ló a ndearnadh
coimhthigheach de, ní mó budh dleachta duit
gáirdeachus ós cloinn Iúdah a ló a
naidhmillte, ní mó budh labhartha duit go
huaibhreach a ló na haindeise.
13. Níor dhualta duit a steach go
geata mo phobail a ló a naindeise; fós
níor bféuchta duit a naindeise a ló a
mbuaidheartha; nó lámh do chur ar a maoin
a ló a namhghair.
14. Ní mó budh seasta duit ann sa
tslighe chrosaigh, do ghearradh amach
an luchd do chuaidh as díobh da mhuintir:
ní mó budh sechadta duit an méid dá
mhuintir do fhan a ló na díbfeirge.
15. Oir atá lá an Tighearna a bfo-
gus ar na geintibh uile, * mar do rinne † Ezek. 35. 15.
tusa do dhéantar amhluidh riot: iom-
pocha do luaidheacht ar do chionn féin.
16. Oir amhuil do ibheabhair ar mo shliabh
naomhthasa; mar sin ibhuid na geinte
uile a ccomhnuidhe, aseadh, ibhuid siad,
agus

agus sluicfid siad síos, agus béid si-
ad amhail is nach beitdis.
17. Acht ar sliabh Sion biáidh tár-
tháil, agus biáidh náomhthas ann sin, agus
sealbhóchaid tigh Iácob a sealbh féin.
18. Agus biáidh tigh Iácob na theine,
agus tigh Iósheph na lasair, agus tigh
Esau na chonlach, agus lasfaid ionta,
agus dóighfid iad, agus ni fanfa áon
do thigh Esau: óir a dubhairt an Tighear-
na é.
19. Agus an drong ó dheas sealbho-
chaid sliabh Esau, (agus sealbhóchaid)
lucht an réitigh na Philistínigh, agus
sealbhóchaid siad macha Ephraim, agus
macha Shamária, agus sealbhóchaid Ben-
iamin Gilead.
20. Agus (sealbhóchaid) braighde an
tsluáighse chloinne Israel fearann na
Gcananitech eadhon go Sarepat, agus
sealbhóchaid braighde Ierusalem, noch a-
tá an Separad caithreacha an deisceirt.
21. Agus tiucfaid * cobhartaigh *1 Tim.4.16. Seam. 5.20.
súas ar sliabh Sion do dhénamh breitheam-
nuis ar sliabh Esau, agus budh leis an
* Tighearna an ríoghacht. † Luc.1.33.

# IONAH.

## CAIB. I.


Nois ṫáinic briaṫar an Ti-
ġearna ċum Iónah mic Ami-
tai, ag ráḋ,
2. Eiriġ imṫiġ go Nine- Gen.10.11. 2.Caib.3.3.
beh an ċaṫair mhór sin, agus
déanna comhairc na haġaiḋ: óir ṫáinic a
ccionta súas dom laṫair si.
3. Aċt do eiriġ Iónah súas do ṫei-
ċeaḋ go Tarsis ó laṫair an Tiġearna, a-
gus do ċuáiḋ sios go Ioppa; agus
fuáir long ag dul go Tarsis: mar-
sin do ḋiol sé ar son a beirte ṫairis,
agus do ċuáiḋ inte sios do ḋul leó
go Tarsis ó laṫair an Tiġearna.
4. Aċt do ċuir an Tiġearna gáoṫ
mhór amaċ ar an bfairrge, agus do bi an-
fa ro mhór ar an bfairrge, iondus gur
ṡaóil an long beiṫ briste.
5. Ansin do báḋar na máirnéluiġ
eaglach, agus ḋéiġ gaċ áon ar a ḋhia,
agus do ṫeilgeadar a nearraḋ do bí
san loing ansa bfairrge da níoḋtromaḋ
féin: aċt do ċuáiḋ Iónah sios ar ta-
obuiḃ na luinge, agus do luiḋ, agus
do bí sé na ċodlaḋ go trom.
6. Ansin ṫáinic maiġistir na luin-
ge ċuige, agus a duḃairt sé ris, cred is
ciall duitsi, a ċodaltaiġ? éirigh
goir ar do Dhia, a ndóiġ go smuain-
teoċaḋ Dia orrainne naċ báiḋti sinn.
7. Agus a duḃairt gaċ áon aca re
na ċompánaċ, déanam, agus teilgiom
crainn, ċor go naiṫeonam cia ar son
a ttig an tolcso orrainn: ansin do
ṫeilgiodar na crainn, agus do ṫuit an
ċrannċar ar Iónah.
8. Ansin a duḃradarsan ris, inis
dúinn, iarrmaoid dat ċuinge ort, cia
ar son a ttig an tolcso orrainn? cred
is ceird duit? agus cáit as a ttig
tú? cia is tir duit? agus cia na
daóine dár díoḃ tú?
9. Agus a duḃairt seision riú, Ea-
braḋaċ mé, agus atá eagla an Tiġear-
na Dia neime orum, naċ do rinne a nfair-
ge agus an talam tirim.
10. Ansin do báḋar na daóine e-
glaċ go hanmhór, agus a duḃradar
ris, cred um a ndéarna tusa so? (óir
do ṫuigiodar na daoine gur teiṫ sé
roimhe ġnúis an Tiġearna, do bríġ gur
inis sé féin dóiḃ é.)
11. Ansin a duḃradar ris, cred
do ḋéanam riot, ċor go mbia a nfairrge
ciuin dúinn? (óir doiḃriġ a nfairrge, agus
do bí si anfaḋaċ.)
12. Agus a duḃairt seision riú,
tógḃaiḋ súas mé, agus teilgiḋ a mac
san bfairrge mé; marsin biaiḋ a nfairrge
ciuin agaiḃ: óir atá a fios agum gu-
rob ar mo son féin atá an tanfa mór-
so oraiḃ.
13. Thairis sin diomramadar na fir
go láidir dá ṫabairt a ttir, acht ni-
or ḟéadadar: óir doiḃriġ a nfairrge
agus do bhi si anfadhach na na-
gaiḋ.
14. Uime sin déiġeadar, ar an Tti-
ġearna, agus a duḃradar, iarrmaoid
dat ċuinge ort, a Thiġearna, iarr-
maoid ort, ná scriostar sinn ar son
beaṫa an té so, agus ná léig ful neim-
ċion-

ċiontaċ orrne: óir do riñe tusa, a Thiġerna, amhail fa toil leat féin.

15. Marsin do tógbadar Iónah suas, agus do teilgeadar amaċ san bfairge é, agus do scuir a nfairge do confaḋ.

16. Ansin do bi egla an Tiġerna go hiomarcaċ ar na daóinib, agus dofráladar ioḋbuirt don Tiġerna, agus tugadar móide.

17. Anois dórduiġ an Tiġerna iasg mór do sluġaḋ * Iónah suas: agus do bi Iónah a mbroiñ a néisg trí lá, agus trí hoiḋċe.

* Math. 12. 40 & 16. 4. Luc. 11. 30.

## CAIB. 2.



Ansin do ġuiḋ Iónah an Tiġerna a Dhia as broiñ a néisg.

2. Agus a dubairt sé, * déiġ mé do bríġ maindeirse ċum an Tiġerna, agus do ċualaiḋ sé mé: as broiñ na huáiġe déigh mé, agus do ċuala tú mo guṫ.

3. Oir do teilg tú ansa naigéun mé a lár na bfairgeadh, agus tangadar na tuilte am timċioll, do ċuadar do tuarṫain agus do toñ torum.

4. Ansin a dubairt mé, atáim teilgte as do radarcsa, gidheadh féucfaiḋ mé a ris leat red tempall náomṫa.

5. Thangadar na * huisceḋa um timċioll, eadhon go nuige an tanam; do druid an taigéin umam timċioll fa ccuáirt, do ċrap a nfeamnaċ timċioll mo ċiñ.

6. Do ċuáiḋ mé sios go hioċtar na sléibteaḋ, do bi an talam go na barradaib am timċioll go bráṫ: gidheadh tug tusa manam suas ó truailleaḋ, a Thiġerna mo Dhia.

7. An tan do anbfainniġ manam ionnam a stiġ, do ċuimniġ mé ar an tTiġerna, agus táinic murnaiġ ċugad a steaċ dot tempall náomṫa.

8. An drong ċoimeadas díomáoinis

* Psal. 120. 1.

* Psal. 69. 1.

bréagaċa, tréigid siad a ttrócaire féin.

9. Aċt iodbaorad misi duitsi maille re guṫ * buidheaċais, díolfa mé an ni noċ do móidiġ mé: is ón tTiġerna * atá slánuġadh.

10. Agus do labair an Tiġerna ris a niasg, agus do sceiṫ sé Iónah amach ar an ttalam ttirim.

* Psal. 50. 14. 23 & 116. 17. Hos 14. 2. Eabh 13. 5. † Psal. 3. 8.

## CAIB. 3.



Agus táinic briaṫar an Tiġerna go Iónah an dara huáir, ag ráḋ,

2. Eiriġ, imṫiġ go Ninebeh an ċaṫair mórsin, agus seanmóir di an tseanmóir a déra misi riot.

3. Ansin déiriġ Iónah, agus do ċuáiḋ go Ninebeh do réir bréitre an Tiġerna: (anois do bi Ninebeh na caṫraiġ ro móir doe trí lá daistior).

4. Agus do tosuiġ Iónah ar dul a steach don ċaṫruiġ aistior laói, agus dfuagair, agus a dubairt, go fóill ceaṫraċad lá agus scriosfuiġior Ninebeh.

5. Marsin do ċreidiodar daóine Ninebeh a * Ndia, agus dfuagradar trosgaḋ, agus do ċuireadar saicéadaċ umpa, eadhon ón té is mó gus an té is luġa.

* Math 12. 41. Luc. 11. 32.

6. Oir táinic focal ċum Riġ Ninebeh, agus déiriġ sé as a chaṫaoir, agus do ċuir a róba uáḋ: agus dfolċuiġ é féin lé saicéadaċ, agus do suiġ a luaiṫreadh.

7. Agus tug fa dera a fuagra, agus foillsiuġaḋ ar feḋ Ninebeh (maille re hórduġaḋ an Riġ 7 a úasal ag ráḋ, duine nó beaṫaċ, aire nó tréud, ná blaisedis ḋiní, ná hingilteois, agus ná hibedis uisge.

8. Aċt folċṫar an duine agus an beṫaċ le saicéudach, agus éigedis go hárd ċum Dé: arḋó, pilleḋ gaċ áon

dhíob ó na ḋroiċṡlíġe, agus ó néigion
atá iona lámhuibh.
9. Cia * agá bhfuil a ḟios nach iom-
poċaḋ Dia, agus go madh aiṫreach é,
agus go bhfillfeaḋ sé ó na ḟeirg fíoch-
ṁuir, ionnus nach imṫiġiom sgcaḋ?
10. Agus do ċonnairc Dia a noibreaċa
gur iompoiġeadar ó na ndroich ṡliġe,
agus do ġab aiṫreachus Dia fán nolc a
dubhairt sé do dhéanaḋ dóibh, agus ní dhear-
nuiġ sé é.

## CAIB. 4.



ACht do ṁioṫaitin sin re Ió-
nah go hiomarcach, agus
do bhí sé ro ḟeargach.
2. Agus do ġuiḋ sé cum
* Caib. 1. 8. an Tiġearna, agus a dubhairt sé, guidhim
tú * a Thiġearna, nach ar bé so mo
ráḋsa, an tan do bháḋas fós ann mo ṫír?
† Exod. 34. 6. uimesin do teiṫ mé roime go Tarsis:
Psal. 86. 5. óir do bhí a ḟios agam gur Dia * grá-
Ioel. 2. 13. samhuil tusa, agus trócaireach, mall cum
feirge, agus móirċineulta, agus go
mbí aiṫreachus uile ort.
3. Ar a nadhbharsin a nois, a Thiġear-
na, beir manam uáim, iarruim dhaoṫ-
se ort; óir is feárr dam bás ná beaṫa.
4. Ann sin a dubhairt an Tiġearna, an
maiṫ do ní tú fearg do beiṫ ort?
5. Ann sin do ċuáiḋ Iónah amach as
an ccaṫruiġ, agus do ṡuiġ sé ar an ttaoibh
soir don chaṫruiġ, agus do rinne sé boṫ dó
ann, agus do ṡuiġ fúiṫe ann sa sgáṫ, ion-
nus go bhfaiceaḋ cred do ṫiucfadh don
chaṫruiġ.
6. Agus do ġléas an Tiġearna Dia
pailmsgáṫ, agus tug sé ar techt ós
cionn Iónah suas, chor go mbeiṫ na
sgáṫ ós cionn a chinn, dá ṡaoradh ar a
dhoilġios: annsin do bhí Iónah ro lúaṫ-
ġáireach mun sgáth.
7. Acht do ġléus an Tiġearna
péist a nuáir do éiriġ an ṁaidin ar na
ṁárach, agus do buáil sé an sgáth,
ionnus gur ċrion sé.
8. Agus tárla a nuáir do éiriġ an
ġrian gur ġléus Dia gáoṫ dhenacht a
noir, agus do buáil ar ċeann Iónah, ion-
nus gur anbhfuinniġ sé, agus dóruiġ
sé ann féin bás dfaġáil, agus a dubhairt,
is feárr dam bás ná beaṫa.
9. Agus a dubhairt Dia re Iónah, an
maiṫ do ní tusa fearg do beiṫ ort mun
sgáṫ? agus a dubhairt seision, is maiṫ
do nim beiṫ feargach, eadhon go nuige
an mbás.
10. Annsin a dubhairt an Tiġearna: do
bhí truáiġe agad don sgáṫ, nach tú
do ṡaoṫruiġ ná tug ar fás, noch tár-
nic a níos a noiḋche, agus dimṫigh
sgchaḋ a noidhche.
11. Agus cred nach ccoigeoluinnsi
Ninebeh an ċaṫair ṁór sin iona bhfuil ní
sa mó ná sé fiċid míle pearsa nach eid-
irdhealuiġionn eidir a láim ḋeis agus a
láim chlé, agus fós iomad áirnéise?

# Micah.

## Caib. I.

BRiaṫar an Tiġerna ṫáinic go Micah an Morastitech a laeṫib Iotam, Ahas, agus Hesecíah Riġṫe, Iúdah noċ do ċonnairc sé a ttaob Shamária agus Ierusalem.
†Deut.32.1 Isai.1.2. 2. Eistiġ * a ṗobal uile, cluin a
ṫalaṁ, a nuile ni dá ḃfuil ann, agus
biaḋ an Tiġerna Dia na ḟiaḋnuise bur
naġaiḋsi, an Tiġerna ó na ṫempall
náoṁṫa.
3. Oir féuċ * tiucfaiḋ an Tiġerna
†Isai 26.21. †Psal.115.3. as * a áit, agus tiucfaiḋ a núas, 7
*Deut.32.13. & 33.29. sailteora sé ar áitib * árda na tal-
man.
†Psal.97.5. 4. Agus * leġfuiġer na sléibte
faói, agus scoiltfiġer na glenta a-
ṁuil céir as coiṁe na teineaḋ, agus
amhuil na huisgeaḋa dóirtiór síos re
fánuigh.
5. Ar son sáruiġṫe Iácob atá so
uile, agus ar son ṗecaḋ ṫiġe Israel:
cred é sáruġaḋ Iácob? naċ i Samá-
ria? agus cred iad áite árda Iúdah?
naċ i Ierusalem?
6. Uimesin do ḋéana misi Samária
mar ċárn don ṁaċaire, agus mar plan-
duġaḋ fíneamhna; agus dóirtfiḋ mé a
cloċa síos ann sa ġleann, agus léigfe
mé a dutraċ ris.
7. Agus brisfiġer a hioṁáiġe grean-
ta uile a mbloġuib, agus loisgfiġer
le teine a tuillmiġ uile, agus leagfa
mé a hioḋail uile áonránaċ: óir do
ċruinniġ si iad do ṫuillem meirdriġe, 7
fillfid ċum tuillme meirdriġe.
8. Uimesin caóiḋfiḋ mé, agus nú-
allfuiḋ mé, imeoċa mé tárnoċt, agus
lomnoċt: do ḋéna mé gerán mar na
draguin, agus cuma mar na hulċab-
ċanuib.
9. Oir is doilġios a cneaḋ, óir
ṫáinic sé go Iúdah: ṫáinic sé go geata
mo ṗobail, eadon go Hierusalem.
10. Ná foillsiġ é ann Gát, ná gu-
liḋ ar áonċor: a ttig Aphrah * iom- ‡2Sam.1.20. *Jer.6.26.
poiḋ ṫú féin ann sa luáiṫreaḋ.
11. Imṫiġiḋ roṁaḋ, a áitreabṫaċ
Saṗir, ar mbeiṫ dod náire * leis; ni †Isai 47.30.
ṫáinic Saanan amaċ a ngolġáir Bhete-
sel, glacfuiḋ sé a seasam uáibsi.
12. Oir do ḟeiṫ áitreabṫaċ Márot
go furaċar ar ṁaiṫ; aċt ṫáinic olc a
núas ón Ttiġerna go geata Ierusalem.
13. O ṫusa a dúṫċusaiġ Láċis, cean-
gail an carbad don beaṫaċ lúaṫ: is i
is tosaċ peacaiḋ dinġin Sion: óir do
friṫ sáruiġṫe Israel ionadsa.
14. Uimesin do ḃéura tú tioḋlaice-
ḋa do Mhoreset Gát: biáiḋ tiġṫe Ac-
sib na mbréig do Riġṫib Israel:
15. Thairis sin do ḃéura mé oiġre
ċugad, a áitreabṫaċ Maresah: tiuc-
fuiḋ sé go Adullam, glóir Israel.
16. Déna * maol ṫú, 7 bearr ṫú féin †Isai.22.12.
ar son do ċloiṁe breáġḋa, fairsingiḋ do
ṁaóile mar a niolar; óir do ċuadar
uáit a mbraiġdionas.

Caib.

## CAIB. 2.



Mairg don druing tionnscnas eigceart, agus oibrighios olc ar a leabthaibh; an tan is solus an maidin cuirid a ngnáth é, do bhrigh go bhfuil sé a ccumachd a lámh.

† Esai. 5. 8. 2. Agus santuighid siad * fearanna, agus beanuid amach iad lé foiréigion; agus tighthe, agus beirid leó iad: marsin sáruighid duine gona thigh, eadhon duine, agus a oighreacht.

3. Ar a naobharsin is marso a deir an Tighearna, féuch a naghaidh na muintire se tionnscnaim olc ó nach ttiocfaidh sibh bhur muinéil, ní mó imtheochthaoi go ceannarach: oir is olc a naimsirsi.

4. Annsa ló sin tóigfe duine cosamhlacht bhur naghaidh, agus caoidhfid maille re caoi truáighmheile, agus a déaruidh, atámaoid millte go hiomlán: do malairt sé comroinn mo pobail: cionnus do átharruigh sé uáimse é? do roinn sé ar macheara uáinn, noch do sóilleamar haiseogaidh dhuinn féin.

5. Uimesin ní biáidh duine ar biot agad

† Deut. 32. 8, 9. theilgfios * córda lé crannchur a ccomhchruinniughadh an Tighearna.

† Esai 30. 10. 6. Ná tairngirid sibhsi [a deirid ris an ndruing] tairngirios: ní dhéanaid fáidheadóireacht dóibhsin, chor nach bhfuighid náire.

7. O thusa dar bainm tigh Iácob, nar giorruigheadh spiorad an Tighearna? a niadso a gníomha? nach déanuid mo bhriathrasa maith don té siubhlaighios go hionnruic?

8. Eadhon le tamall ó sin atá mo phobal ag éirghe suas amhuil námhuid: beantaói an roba amach maille ris an cculaidh don droing ghabhus láimh ribh go suáimhneach, amhuil daóine suáimhneach ó chogadh.

9. Do theilgeabhar amach mná mo dhaóine ó na ttightibh taitneamhacha, rugabhar mo glóir ó na cclainn go bráth.

10. Eiruighidh sibhsi agus imthighidh, óir ní hé so bhur ccomhnuighe: do bhrigh go bhfuil sé ar na salcadh, millfe sé sibhsi ré milltiughadh mór.

11. Má deir neach breug ag siubhal annsa spiorad agus a neimfírinne [ag rádh] tairngireochaidh misi dhuit ar fion, agus ar dhigh láidir, budh é sin féin fáigh an pobailsi.

12. Cruinneochad mé thú go deimhin, a Iácob uile: cruinneochad mé go deimhin iarsmadh Israel, cuirfe mé a bhfochair a chéile iad mar cháorchaibh Bosrah, mar an ttréud a lár a mainnrighe; do dhéanad fothrum mór do bhrigh [iomaduigh] na ndaóine.

13 Tháinic an bristeóir suas rompa: do bhriseadar suas agus do ghabhadar thríd an ngeata, agus do chúadar amach ann, agus racha a Righ rompa agus an Tighearna iona cceann.

## CAIB. 3.



Agus a dubhairt misi, éistidh, iarruim dathchuinghe orruibh, a cheanna Iácob, agus sibhsi a phrionnsadha tighe Israel: nach cóir dhaóibhse fios breitheamhnuis do bheith agaibh?

2. Noch fuathuighios an maith, agus ghrádhuighios an tolc, noch tairngios a ccroicionn díobh, agus a bhfeóil da ccnámhaibh.

3. Noch fós ithios feóil mo dhaóine, agus feannus a ccroicionn díobh, agus brisid a ccnáma, agus gearruid na ccodchaibh iad mar budh chum an pota, agus mar feóil annsa choire.

4. Annsin éighfid siad chum an Tighearna, acht ní éisteochaidh sé riu, eadhon folleóchaidh sé a aghaidh uatha san namsin mar do iomchradar iad féin go holc iona ngníomharthaibh.

5. As

5. Is marso a deir an Tiġęrna a
ttáoḃ na bfáigh beir ar mo ṗobal
ęrráid do ḋęnam, noch beirrios greim
Mich.2.11. * re na bfiaclaiḃ, agus fuagruis,
síoṫcáin: agus ullmuighid cogaḋ a
naghaiḋ an tē nach ccuirion ann a
mbéul.
6. Uimesin biáiḋ a noiḋċe ḋiḃ ion-
dus naċ bfaicfiḋe fis, agus biáiḋ
dorċa ḋiḃ iondus nach bfáistinfiġe,
agus rachuiḋ an ġrian faói ós cionn
na bfáigh, agus biáiḋ an lá dorċa ós
a ccionn.
7. Ann sin bias náire ar na feiċme-
óiriḃ, agus buáiḋęrṫar na fáistiniġ,
fós foileoċuiḋ uile a mbēil: óir ni bfuil
freagra ar biot ó Ḋhia.
8. Aċt go deimin atáim lán do
ċumaċtaiḃ maille rē sprioraḋ an Ti-
ġęrna, agus do ḃreiṫęmnus, agus
do ċumas do thaisbęnaḋ a sáruiġṫe
do Iácob, agus do Israel a ṗęcaḋh.
9. Eistigh so, iarruim daṫċuige
oruiḃ, sibsi cinn tiġe Iácob, agus
prionnsaḋa tiġe Israel, ġráineas re
breiṫęmnus, agus cuirios a nuile
ċęrt bun ós cionn.
Mich.2.2. Soph.3.3. 10. Cuirid siad súas Sion * le fuil,
agus Ierusalem le héigcęrt.
11. Do ni a ccinn sin breiṫęmnus ar
luáiġęċt, agus tęgasguid a sagart
ar ṫúarustal, agus fáistiniġid a
bfáighe ar airgiod: gidęḋ luiġfid ar an
Ttighęrna, agus a dęruid siad, naċ
bfuil an Tiġęrna ar męsg? ni fęadann
olc ar biṫ tęċt oruinn.
12. Uimesin trębocṫar Sion ar
Ier.26.18. bun sonsa amhuil * maċaire, agus biáidh
Ierusalem na cárnuiḃ, agus sliab an
tighe, mar áitiḃ árda na foraóise.

Caib. 4.



Acht * ann sna laeṫiḃ deiġęna- Isa 2.2.&c.
ċa tiucfa a ccríċ go ndain-
gneoċṫar sliab ṫighe an
Tighęrna a mullach na sli-
aḃ, agus áirdeoċṫar ē ós cionn na
ccnoc, agus lionfuid daóine chuige.
2. Agus tiucfuid mórán cineaḋaċ
agus a dęruid siad, tigiḋ dęnam sú-
as go sliab an Tiġęrna, agus go
tigh Dē Iácob, agus muinfidh sē a
ṡlighṫe ḋuinn, agus siubolum iona
ċasánuiḃ: óir raċuiḋ an dlighęḋh a-
mach as Sion, agus briaṫar an Ti-
ġęrna ó Ierusalem.
3. Agus bęruiḋ sē breiṫęmnus a
męsg mórain daóine, agus iomaiṫbir-
fid sē cineaḋaċa nęrtmara a bfad ua-
ṫa, agus buáilfid a ccloiḋmṫe * a *Isa.2.4.
niarnac seirriġ agus a ngaéṫe a gcor- Joel.3.10.
ránuiḃ cruaiste: ni ṫóigfe cineaḋh
cloiḋhęm a naghaḋ ciniḋh, ni mó ḟog-
lomfuid cogaḋ ni is mó.
4. Acht suiġfid gaċ uile ḋuine faói
na ḟinęmuin agus faói na chrann fige
féin, agus ni chuirfe duine ar biot ę-
gla orra: óir isē béul an Tiġęrna
Dia dubairt ē.
5. Oir siubolaiḋ a nuile ṗobal,
gaċ uile ḋuine ḋiob a nainm a ḋē, agus
siubolaimne a nainm an Tighęrna ar
nDia, go sáoghal na sáoghal.
6. Ann sa ló sin, a deir an Tiġęr-
na, cruinneocha mē an bęn atá bacaċ,
agus cruinneocha mē an bęn do diḃręḋ
amach, agus isi do ghortuiġ mē;
7. Agus do dhęna mē iarsma don
* ṁnaói do bí bacaċ; agus cineḋ
láidir ḋise do teilgęḋ a bfad; agus
riaġloċṫaigh an * Tiġęrna ós a ccionn
a sliab Sion ó so amaċ go brách agus
ċoiḋċe.
8. Agus chuġadsa a thuir an tręę-
da, caislęn daingion inghine Sion, ti-
ucfas an céiḋtighęrnus, tiucfaiḋ
an rioghas chum inghine Ierusalem.
9. Agus

9. Anois cred fá néighion tú go hárd? an bfuil Righ ar bioṫ ionnad? ar imṫigh do ċomhairlech sechad? óir do ghabhadar doighṫe tú amhuil ben re niodhnaidh.

10. Bíoḋ a mbroid, agus saoṫruigh breiṫ, a inghen Sion, cosmhuil re mnaoi re niodhnaidh: óir a nois raċaidh tú amach as an ccaṫraigh, agus coimneoċa tú annsa macháire, agus raċa tú don Bhabilóin, annsin saorfuighear tú: annsin fuásceoluis an Tighearna tú ó láimh do námhad.

11. Anois fós atáid mórán cineadach ar néirghe ad aghaidh, noch a deir, truáilltear í, agus féuċadh ar súilne ar Shion.

12. Acht ní feas dóibh smuáintighṫe an Tighearna, ní mó ṫuigid a ċomhairle: óir cruinneochaidh sé iad mar na punnanaibh a sdech chum a nurláir.

13. Eirigh agus buáil, a inghen Sion: óir do dhéana misi iarann dot adhairc, agus do dhéana mé hingne na bprás, agus buáilfidh tú na ccodchaibh mórán daoine: agus naomhṫocha misi a ttarbha don Tighearna, agus a ttaoḃacht do Thighearna na talmhan uile.

## CAIB. 5.

ANois cruinnigh tú féin a slúghaibh, a inghen na slúagh: do chuir sé forlongport re ar naghaidh: buáilfid siad breiṫeamh Israel le slait ar an ngruáidh.

2. Acht tusa, * a Bheṫ-lehem Ephratah, bíoḋ gur beag tú a measg míltedh Iúdah, giodheadh tiucfaidh asad amach ċugamsa úachtarán biás ar Israel, a raibh a dul amach ó a nallód, ó laeṫibh ná síorruidheachta.

3. Uimesin sechoduigh sé súas iad, nó go ttigh an tam a mbéra an ben torrach: annsin fillfid fuighioll a dearbhráiṫrech go cloinn Israel.

4. Agus seasfuidh sé, agus biaṫfuidh sé a neart an Tighearna, a mórdhaċt anma an Tighearna a Dhia, ⁊ fanfuid siadsan; óir anois biáid sé mór go foirċeann na talmhan.

5. Agus budh é an fear so an síoḋċáin an tan ṫiucfas an Tassirianach dar ttír: agus an tan sailteorus ann ar bpáláscaibh, annsin tóigfem móirseisior áodhaireadh na aghaidh, agus ochtar do dhaóinibh prionnsiopalta.

6. Agus fáiseoċuid siad tír na Hassiria, leis an cclaidheamh, agus talamh Nemrod iona ḋula a sdech: mar so ṫáirteoċtar sinn ó Nassirianaċ, an tan ṫiucfas sé dar ttír, agus a nuáir sailteorus sé taoibh a stig dar tteórannaibh.

7. Agus biáid iarsma Iácob a measc mórán daoine amhuil drúcht ón Ttighearna, amhuil ceaṫa ar an bféur naċ bfanann re duine, agus naċ bfeitionn ar maċaibh na ndaoine.

8. Agus biáid iarsmaoi Iácob a measg na ngeinteadh a lár mórán daoine amhuil leomhan a measc beaṫach na foraóise, amhuil óg leomhan a measg na ttréud ccáoraċ: noċ má ṫéid sé ṫrid, sailteoruidh sé síos agus fós stiallfuidh sé na mbloidhibh, agus ní fédfuidh duine ar bioṫ sin do ṫárṫáil.

9. Tóigfighear do lámh súas ar do naimdibh, agus gearrfuighear amach do naimde uile.

10. Agus tiucfuidh a ccrich annsa ló sin, a deir an Tighearna, go ngearrfa misi heachraidh amaċ as do lár, agus go millfidh mé do ċarbuid.

11. Agus gearrfa mé amaċ caiṫreaċa do dhúṫaigh, agus ṫeilgfiod síos do dhaóine láidre.

12. Agus gearrfa mé pisreóga amach as do láimh, agus ní biáidh fáistinigh agad ní is mó.

13. Gearrfa mé fós hiomáighe grábálta, agus hiomáighe sesta, a mach

mach ar do láiṁ: agus ni aiḋeora
tú ni is mó obair do láiṁ.
14. Agus tairrneonga mé a níos
do ġarrḋáin ar do láiṁ: marsin scri-
ossa mé do ċaiṫreċa.
15. Agus do ḋéna mé dioghaltas a
bfeirg agus a ndíbfeirg ar na geintib,
a leiṫéid naċ ccualadar a riaṁ.

## CAIB. 6.

Eistiġsi anois an ni a deir
an Tiġerna, éiriġ, ca-
taiġ anois ar coiṁe na *
sliaḃ, agus cluindis na †Isa.1.2.
cnuic do ġuṫ.
2. Eistiġsi, a ṡléibte, imresan
an Tiġerna, agus sibsi a bunáite
láidre na talṁan: óir atá imresan
aig an Tiġerna re na ḋaóinib, agus
taigeonuiḋ sé ré hIsrael.
3. O mo pobal, cred do riġne mi-
si orraiḃ, agus cred aṅ a ndéarna mé
toirsech sib? fiaġnuiġiḋ [féin] am
aġaiḋ.
4. Oir ṫug mé suas sib ar crich
na *hÉgipte, agus dfuasgail mé sib *Exod.12,51 & 14,30.
as tiġ na seirbiseċ, agus do ċuir mé
roiṁuib Maóise, Aaron, agus Miriam.
5. O mo pobal, cuimniġiḋ a nois
cred do ċomairliġ * Bálac Riġ Moab, †Num.22,5. & 23,7.
agus cred do ḟreagair Bálaam mac Be-
or dó ó * Shittim go Gilgal, ċor go †Num.25. Ios.5.
naiṫeontaóise firinntaċt an Tiġerna.
6. Cioḋ le ttiucfa mé a bfiaḋ-
nuise an Tiġerna, agus lé ccláonfaḋ
mé féin a laṫair an Dé áird? an ttiuc-
fa mé dá laṫair le hofrálaiḃ loisge, le
gamnuiḃ do bliaḋain d'aois?
7. An mbiáiḋ an Tiġerna toilemuil
ar miltib do reiṫiġib, nó lé deiċ mile do
sroṫaib ola? an ttiubra mé mo ċéid-
ġin ar son mo ċionntaḋ, toraḋ mo ċuirp
ar son peacaiḋ manma?
8. Do * ṫaisbéin sé duit, a duine, Deut.10,12.
cred is maiṫ: agus cred iarrus an
Tiġerna ort, aċt ceart do ḋéanaṁ, a-
gus trócaire do ġráḋuġaḋ, agus siu-
bal go humal le do Ḋhia?
9. Eighiḋ guṫ an Tiġerna ar an
ccaṫruigh, agus do ċífiḋ fer na hegna
hainm: éistiġsi an slat, agus
an té dórduiġ í.
10. An bfuil fós ionnmus a nuile
a ttiġ an ċionntuigh, agus an miosúr
gann atá adḟúatmar?
11. An measfa mé glan iad leis na
droċċomṫromuiḃ, agus le mála ċom-
ṫrom mellta.
12. Oir atáid a ndaóine saiḋbre
sin lán dfoiréigion, agus do labra-
dar a náitreabṫaiġ bréuga, agus is
celgaċ a tteanga iona mbéul.
13. Uimesin mar an ccéadna do ḋé-
na misi tiṅ tú lé do búalaḋ, doṫ ḋé-
naṁ áonránach do ḃriġ do peacadh.
14. Iosfuiḋ tú, aċt ni biáiḋ tú sái-
ṫech, agus biáiḋ do ṫeilgion sios aṅ
do láir, agus béruiḋ tú greim, aċt ni
sáorfa tú: agus do béura misi an ni
sáorfas tú don ċloiḋeṁ.
15 Cuirfe * tú [síol] agus ni tú *Deut.28,38 Hag.1.6.
béanfas: brúiġfiḋ tú toraḋ craiṅ ola,
aċt ni ungta tú tú féin lé hola; agus
fion milis, aċt ni iobta tú fion.
16. Oir atá reaċt * Omri ar na *1 Riogh.16.25,26.
coiṁéd, agus uile oibreċa tiġe * A- †1 Riogh.16.30, &c.
hab, agus siubaluigh sibsi iona ccomai-
leċaib, ċor go ndéanuinnsi fásaċ díot,
agus magaḋ dá ḋúṫċusaib: uimesin
iomċórtaói náire mo pobail.

## CAIB. 7.

Mo ṫruáiġe misi, óir a-
táim amail an tan do
ċruinniġedar na tórṫa
samruiġ, mar dioġluim
cáor aimsire cnúasuiġ na ttarrán
uile: ni bfuil tarrán ar biot ré iṫe: a-
tá manam ag iarruiḋ an ċéaḋṫoruiġ
abuiḋ.

Psal.12.3. Esai.57.1.

2. * Dimṫigh an deaghḋuine sgeaṫaḋ as an ttalamh, agus ní bhfuil áon ionraic a measg na ndaóine: luighid uile a luigheaċán ar fhuil: do níḋ gaċ uile duine fiaḋaċ ar a ḋearbhraṫair le lion.

3. Chor go ndéanuid olc leis an dá láimh go ditċiollach, iarruiḋ an prionnsa agus an breiṫeamh tiodhlacaḋ: agus foillsighiḋ an duine mór a ṫoil urċóideaċ, mar sin fillid súas é.

4. Atá an té is fearr aca mar ḋreis; is géire an té is fíréunta ná fálḋos: atá lá ṫfear bhfaire, agus do ċúarta ag teaċt; anois biaidh a mbuaidhreaḋ.

5. Ná dóṫċuraigh a ccaraid, ná cuiriḋ dóṫċus a neoluidhe: coiméud doirse do ḃéil ón mnaoi luighios ann hucht.

* Math.10.21 35,36. Luc. 21.16.

6. Oir * easonóruigh an mac an taṫair: éirgiḋ a ninghean súas a naghaiḋ a maṫar: bean an ṁic a naghaiḋ a bain-ċéile, agus is iad naiṁde duine luċt a ṫighe féin:

7. Uime sin féuċfa misi ċum an Tighearna, feiṫimhiḋ mé ar Dhia mo ṡlánuighṫe, cluinfiḋ mo Dhia mé.

8. Ná gáirdigh am aghaiḋ, ó mo námhaid: a nuair ṫuitfios mé, éireoċa mé; an tan ṡuidhfios mé a ndorċadus, biaiḋ an Tighearna na ṡolus dam.

9. Iomċoruiḋ mé diḃfearg an Tighearna, do bhrigh gur peacaiḋ mé na aghaiḋ, nó go ttagra sé mo ċúis, agus go mbéra breaṫ air mo ṡon: do béra sé amaċ ċum an tsolais mé, agus do ċífiḋ mé a ḋioghraus.

† Psal 79 10. & 115. 2. Ioel 2 17.

10. Ann sin do ċífiḋ an bean is náma dam é, agus foileoċaiḋ náire ise, noċ a dubhairt * riom, cáit a bhfuil an Tighearna do Dhia? do ċífiḋ mo ṡúile í, anois sailteortar síos í mar laiṫigh na sráideann.

† Amos 9.11 &c.

11. Annsa ló a mbéid do * balladha dáccur súas, annsa ló sin áṫroċtar go fada an tórdughaḋ.

12. Annsa ló sin fós tiucfa sé ċugad ón Assiria, agus ó na caiṫreaċaib daingne, agus ón ċaisléin gus an abhainn, agus ó fhairge go fairge, agus ó ṡliab go sliab.

13. Thairis sin biaiḋ an talamh na ḟásach, do bhrigh na muintire áiṫreabhus inte, ar son toraidh a ngníoṁ.

14. Beaṫuigh do ṁuintir le do ṡlait, tréud hoighreaċta noċ ċoimnighios go háonránaċ annsa ċoill a lár Charmel; biaṫaidís ann Basan agus an Gilead mar annsna laéṫib a nallód.

15. Do réir na laéṫeadh a ttáinic tú amaċ as críċ na Hégipte taisbéanfas misi neiṫe iongantaċa dó.

16. Do ċífid na cinedaċa, agus béid claóidhte tar a nuile neart; cuirfid a lámh ar a mbéul, béid a ccluasa bodhar.

† Psal.72.9.

17. Lighfid an * luaiṫreaḋ amhail naṫir nimhe, corroċhuid amach as a bpolluib amhail péiste na talman; biaiḋ eagla an Tighearna ar Ndia orra, agus biaiḋ eagla orra ar do ṡonsa.

* Exod.34.6, 7.

18. Cia an Dia atá cosmhail riotsa, * maiṫeas éigceart, 7 léigios ṫairis fá reaċaḋ iarsma a oighreaḋa? ní ċongmann sé a ḟearg ċoiḋċe, do brigh go nduilighion sé a ttróċaire.

19 Fillfiḋ sé a ris, biaiḋ truaighe aige dhuinn: cláoidhfiḋ sé ar neigceart: 7 teilgfiḋ tú a cciontadha uile a ndubhaigeain na fairge.

20. Coimeolaiḋ tú a ḟírinne do Iacob, agus an tróċaire do Abraham, noċh do mhionnuigh tú dar naiṫrib ó na laéṫib a nallód.

# NAHUM.

* CAIB. I.

Ualach Ninebeh: leaḃar fi-
se Nahum, an Telcosi-
teaċ.
2. Atá Dia * éudṁar,
agus do ní an Tiġearna dioġaltas:
atá an Tiġearna dioġaltaċ, agus
fioċṁar; do ḋéanuiġ an Tiġearna dio-
ġaltas ar a naiṁdiḃ, agus taiscidh
sé gearsmaċt dá easccáirdibh.
3. Atá an Tiġearna * mall ċum
feirge, agus mór a ccuṁasaiḃ, agus
ni ṡáorfa sé ar aonċor an droch
ḋuine: atá a ṡliġe aig an Ttiġearna
annsa ġáoiṫ ġuáirdeáin agus annsa
stoirm, agus a siad na néulla luái-
ṫreadh a chos.
4. Imḋeargaiḋ sé a nfairge, agus
do ni tirim í, agus tiormuiġiḋ sé su-
as na sróṫa uile: anbḟainniġ Básan
agus Carmel, agus crionuiḋ bláṫ Le-
banon.
5. Creaṫuiḋ na sléibṫe roiṁe, a-
gus leaġaid na cnuic, agus loiscṫear
an talaṁ re na raḋarc, a seaḋ, an
doṁan, agus a nuile ni áiṫreabus ann.
6. Cia ḟéadas seasaṁ as coiṁne a
ḟeirge? agus cia ḟéadas fuireaċ re
buirbe a ḟeirge? do dóirtear a ḋiḃ-
ḟearg amach mar ṫeine, agus do teil-
giḋ sios na carrge leis.
7. Is maiṫ an Tiġearna, caisléan
daingion a ló na buáiḋearṫa, agus
aiṫniġ sé an drong dóṫċusuiġios ann.
8. Acht cuirfiḋ sé deireaḋ iomlán
lé na áit le tuile rabarta, agus lean-
fuiḋ dorċadus a naiṁde.
9. Cred smuáintiġiḋ a naġaiḋ an
Tiġearna? do ḋéanuiḋ sé crioċnuġaḋ
iomlán: ni éireoċuiḋ buáiḋreaḋ suas an
dara huáir.
10. Oir an feaḋ ḃéid fillte ar a ċéile
mar droiġne, agus an feaḋ ḃéid ar
meisce aṁuil luċt meisce, loiscfiġear
iad aṁuil connlach láinṫirim.
11. Atá áon ṫáinic asad amaċ,
smuáineas olc a naġaiḋ an Tiġearna:
droċċomairleaċ.
12. Is marso a deir an Tiġearna,
má tá go bfuilid suáimneaċ agus fós
iomadaṁuil, giḋeaḋ is marso ċuirfiġear
sios iad an tan raċus sé ṫrid: má tá
gur ṗian mé ṫú, ni ṗianfa mé ṫú ni
sa ṁó.
13. Oir anois brisfiḋ mé a ċuing
ḋíot, agus brisfimne do ċuibreaċ ó
ċéile.
14. Agus ṫug an Tiġearna fúagra
dot taóiḃ, ċor go naċ siolċuirfiḋ ni
is mó dot ainm: gearrfa mé amach
as tiġ do ḋée an niomáiġ ġreanta, ⁊
an niomáiġ leaġṫa, do ḋéana me huáiġ,
óir atá tú beagluáiġ.
15. Féuch ar na * sléibṫib cosa an
té do beir nuáiḋeaċta maiṫe leis, fua-
gras sioḋċáin: a Iúdah, coiṁéd do
ḟéastaḋa sollamonta, comaill do ṁói-
de: óir ni ġéabuiḋ an droċḋuine ni sa
mó ṫriod, do gearraḋ amaċ go hiom-
lán é.

## CAIB. 2.


AN té bhrisios a mbloḋuiḃ táinic sé as coiṁe haigṫe: tairgiḋ an stór, coiṁéd an tsliġe: déna do leasrac láidir, neartuiġ do ċumaḋa go láidir. *Isai. 11.10.

2. * Oir do ċuir an Tiġearna oirdearcus Iácob ar ccúl mar oirdearcus Israel: óir do foluṁuiġeadar luċt a nfolṁuiġṫe iad, agus do milleadar a mbeangáin fíneamna.

3. Do rinneaḋ sciaṫ a ḋaoineaḋ neartṁara dearg, atáid na fir ċuraḋa a sgarlóidaite: biáid na carbuid maille ré tóirrsiġib lasamla a ló a ullṁuiġṫe, agus béid na crainn giumhuis ar criot go húaṫḃásaċ.

4. Béid na carbuid ar buile annsna sráidib, gleicfid gaċ carbad díob ré a ċéile annsna sliġṫib leaṫna: taisbeanfuid amhuil tóirrsib, rioṫfuid cosṁuil ré teine.

5. Aiṫmeasfuiḋ sé a ḋaoine onóraċa, do ġeabuid siad tuisleaḋ iona siubal: do ḋéanuid deiṫnios ċum a ballasin, agus ullṁuiġṫear a ḋaingean.

6. Oisceoltar geataḋa na sroṫan, agus sgaoilfiġear an pálás.

7. Agus béarṫar * Husab ar siubal a láim, do bérṫar suas í, agus treoroċuid a cailiniġ í amhuil buḋ le guṫ colum ag búalaḋ a nuċta.

8. Aċt atá Ninebeh ó nallód cosṁuil ré loċán uisce: gidheaḋ teiṫfid rompa. Seasuiḋ, seasuiḋ, [éiġfid siad:] aċt ni féuċfuiḋ éinduine na ḋiáiġ.

9. Glacaiḋ sibhsi a nḋáil airgid, glacaiḋ a nḋáil óir; óir ni ḃfuil crioċ ar an stór, agus glóir amaċ as an ttrealam mbreáġḋa.

10. Atá sí folam, agus fáon, agus na fásaċ, agus * leaġoiḋ an croiḋe: ⁊ buailiḋ na glúine a ċéile, agus atá iomad péine anna nuile leasraċuib, ⁊ cruinniġid a naiġṫe uile duibe. *Isai 13.7,8.

11. Cáit a bfuil coṁnuiġe na leoman, agus ionad beaṫa na leoman óg? mar a siubluiġion leoman, eadhon an sheinleoman, agus cuilén na leoman, ⁊ ni ċuirion duine ar biot eagla orra.

12. Do ṡrúadaiġ an leoman go lór dá ċuileanuib, agus do ṫaċd sé dá leomannuiḃ bainionna, agus do líon sé a úama lé creiċ, agus a prúclais lé fúadaċ.

13. Féuċ, atáimsi ad aġaiḋ, a deir Tiġearna na slóġ, agus loiscfid mé a carbuid anna teine, agus sluigfiḋ an cloiḋeaṁ a leomuin óga, agus gearrfa mé do ċreaċ ón ttalaṁ, agus ni cluinfiġear guṫ do ṫeaċtaḋ ni is mó.

## CAIB. 3.


AMhairg don ċaṫruiġ * fuilteaċ, atá sí uile lan do bréagaiḃ, agus do sladmóireaċt, ni sguirion an tinnreaċaḋ. *Ezek. 24.9. Hab. 2.12.

2. Torann sciursa, agus fúaim tormáin na roṫaḋ, ⁊ iomruagaḋ na neaċ, agus na ccarbad ttuslógeaċ.

3. Tógbuiḋ an marcaċ suas araon an cloiḋeaṁ loinnreaċ agus an gaṫ toṁnaċ, agus atá iomad do ḋaoinib marba, agus uimhir mhór corp, ⁊ ni bfuil crioċ ar a ttaisiġib: tuisliġid ar a ccorpuib.

4. Do briġ iomad sdriopaċuis na meirdriġe sciamhuiġ, maiġisdrisi na bpiseóg, reacus ciniḋaċa tré na sdriopaċasuib ⁊ muinntearḋa tré na piseógaib.

5. Féuċ, * atáim ad aġaiḋ, a deir Tiġearna na slóġ, agus léigfiḋ mé do sciorrtaḋa leis as coiṁe haigṫe, agus taisbeanfa mé do ṫruáilleaḋ do na crioċaib, agus do náire do na rioġaċtaib. *Isai 47.3. Ezech. 16.37.

6. Agus teilgfiḋ mé salċar adúaṫmar ort, agus do ḋéana mé bealuáiġ tú, agus suideoċa mé tú amhuil solleċ.

7. Agus tiucfuiḋ a ccrić, an méid féuċfas ort, go tteiṫfid siad róṁad, agus

agus

⁊ go naibeoraidh, do lègadh Ninebeh na
fásach, cia chaoinfios í? cia as a ni-
arrfa misi cobhartaigh dhuit?
8. An fearr thusa ná No daoinech,
noch do suidhedh a measg na sroothan, a-
gá raibh na huisceadha na timcioll fa
chuairt, ar bi a neagge a cothughadh, ⁊
do bi a balla ón bfagge?
9. Budh i a neartsin a Netiopia, ⁊ a
Négipt, ⁊ do budh neimhchríochach sin,
budh iad do chobhartaigh Put ⁊ Lubim.
10. Ghidh so rugadh ar siubhal í, do
chuaidh sí a mbraighdionas, do rinnedh
fós sligheach da ccloinn óig a mullach na
sráideann uile, ⁊ do theilgiodar crannchar
ar a daoinibh onóracha, ⁊ do ceangladh
a daoine móra uile a ngéibionnaibh.
11. Biaidh tusa fós ar * meisce:
Jer.25.27. folleochthar thú, iarrfa tú mar an ccos-
nagnert do brigh na námhad.
12. Biaidh huile dhaingneacha láidre
amhuil crainn fige leis na céidfigibh a-
budh; má croithtear iad, tuitid siad ség-
dhon a mbéul an té itheas.
13. Féuch, is mná do dhaoine ann do
lár: oisceoltar súas geatadha do thi-
re dod naimdibh, sluigfidh an teine do
barradha.
14. Tarruing na huisceadha chum an
champa, neartuigh do dhaingne láidre:
éirigh ann sa criaidh, ⁊ saltuigh an mor-
téul, dèana áit na mbricedh láidir.
15. Ann sin sluigfidh an teine thú:
gearrfaidh an cloidheam thú: iosfaidh sé
súas thú mar péist an chancair: dèna
dhuit féin mórán mar péist an chancair,
déana dhuit mórán mar na locustaibh.
16. Dfoirlion tú do cheannuighthe ós
cionn réultann neimhe: millidh an péist
chancair, agus teithigh sí roimpe.
16. Atáid do choróntaigh mar na
lócuste, ⁊ do chaiptinighe mar na
dreóllánaibh teasbuidh móra, noch chomhnui-
ghios ann sna fáltaibh ann sa lá fhuar:
acht an tan éirghios an ghrian teithid
siad rompa, agus ni haithnighthear a
nait a mbid.
18. Néullfartaighid háodhaireadha, a
Righ na hAssiria: beid huaisle na
ttosach do sgabadh do dhaoine ar na sléibh-
tibh, ⁊ ni chruinnigionn duine ar biot iad.
19. Ni bfuil leighios ar do lot,
is nimhneach do chneadh: buailfid gach
uile dhuine chluinfios do thásg a mbasa
ós do chionn; óir cia ar nar siubhuil
holc do ghnath?

# HABACUC

# Habacuc.

## CAIB. I.

N tualach do chonnairc Habacuc an fáidh.
2. O a Thighearna, ga fad bias mé ag éigiomh, agus nach ccluinn tú? eadhon ag éigiomh chugad ó foiréigion, agus nach áill lesan tártháil?
3. Creud fá ttaisbénann tú éigceart dam, agus a tabhairt orum doilgios dfaicsin? óir atá creach agus foiréigean ar mo chomhair: agus atá drong ann thógbhus súas ceannairg agus imreasan
4. Uimesin do faillighedh an dligheadh, agus ni théid breitheamhnus choidhce amach: óir * iadhaidh na cionntaigh a ttimchioll na bfireun: uime sin théid breitheamhnus éigcóir ar adhaigh.
5. Féuchaidh sibhsi * a measg na ngeinteadh, 7 measaigh, 7 iongantaigh go hiongantach: óir oibreochadh misi obair an bhur laethibh, noch nach ccreidfidhe dá mbeith go ninnéostaoi dáoibh é.
6 Oir féuch, tógbhaim súas na Caldeánaigh, an cineadh searbh deithneasach sion, noch imthigheas tre leitheadh na tíre, do sealbhughadh na náitheach ccomhnuidhe nach leó féin.
7. Atáid siad úathbhásach 7 gúasachtach: gluáisfid a mbreitheamhnus, agus a noirdearcus úatha féin.
8. Is luáithe fós a neich ná liopard, 7 is borbbe iad ná coin állta * an tráthnóna, 7 leathnochaidh a marcshlúagh iad féin, 7 tiucfaidh a marcshlúagh ó imchéin, eitilfid mar an iolar deitheneigheas di-the [bhíd].
9. Tiucfaidh uile chum éigin: suighfid a naighthe súas mar an ngaoith a noir, 7 cruinneochaid an braighdionas mar an ngaineamh.
16. Agus do dhéunaidh sgige fá na Riogaibh, 7 béid na prionnsadha na ccuis magaidh aca: dísbeagfaidh gach uile dhaingion láidir: óir cruáchfaidh luáithreadh, agus gébhaidh é.
11. Ann sin áthrochus a inntinn, 7 rachaidh sé thairis anonn, 7 cinteochaidh sé, [ag cur] a chumachta a leith a dhé féin.
12. Nach bfuil tusa ó siorruighioós, a Thighearna mo Dhia, mo naomhtha? ni éugfamne: a Thighearna, dórduigh tú iad do breitheamhnus, 7 a Dhé chumhachtaigh, do daingnidh tú iad do smachtughadh.
13. Is fíorghlaine do shúile na chum uilc damharc, 7 ni fhéadann tú féuchain ó éiccceart: creud fa bféuchann tú air an druing do ni go feallthach, 7 bíos tú ad thost an tan sluigios an drochdhuine an duine is fíréunta ná é féin?
14. Agus do ni tú dáoine mar iasg na fairge, amhail na neithe snáidheacha nach bfuil riaghlaightheóir ós a ccionn.
15. Tógbhaid iad uile súas leis an ndubhán, gabhaid iad iona líon, 7 cruinnighid iad iona líon tarruingthe: uime sin gáirdighid 7 bíd lúathgháireach.
16. An a nadhbharsin ìodhbraid siad dá líon, 7 loisgid túis dá bpaintéur: do bhrigh go mbí a ccomhroinn méith leó sin, 7 a mbiadh fairsing.
17. An bfoilmeochaid siad a líon uime sin, agus gan choigill do ghnáth cineadhacha do marbhadh?

CAIB.

† Job. 21 7. Jer. 12. 1.
† Gniomh 13. 41.

## CAIB. 2.



† Jer. 21. 8. Seasfuiḋ * mé ar mo ċoiméd, agus raċfa mé ar an ttor, 7 ḟeoċa mé d'feuċain creud a déarna sé riom, agus creud ḟreagoras mé an tan aiṫbeórṫar mé.

2. Agus do ḟreagair an Tiġearna mé, agus a duḃairt, scríoḃ a nfís, 7 déana soilléir í air cláraiḃ, ionnus go riṫfeaḋ an té léiġios.

3. Oir atá a nfís fós ċum uaire cinnte; aċt fa ḋeóiġ laiḃeoruiḋ sí, 7 ni ḃéana sí bréag: má atá go maḋ mall í, feiṫ uirre, do ḃríġ go ttiucfa sí * go deimin, ni anfa sí. † Habb. 10. 37.

4 Féuch, an té ar tógbaḋ suas a anam, ni ḃfuil go díreaċ ann féin: aċt maiṫfiḋ an fíréun * tre ċreidiom. † Rom. 1. 17. Gal. 3. 11. Hebr. 10. 38.

5. Fós mar an ccéadna do ḃríġ go cciontuiġionn sé le fíon is duine uaiḃreaċ é, ni mó ḟanas sé ann sa baile, noċ ḟoirleaṫnuiġios a mian mar ifrionn, agus go ḃfuil mar an mbás, 7 naċ féidir a sásaḋ; aċt go ccruinniġionn sé ċuige gaċ uile ċineaḋ, agus go ccarnann sé a nuile pobal ċuige.

6. Naċ tógfaid so uile cosamlaċt suas na aġaiḋ, agus seanfocal magaiḋ na aġaiḋ, agus a déarfaid, a mairg don té méaduiġios an ni naċ leis féin: Ga fad? agus don té ualuiġios é féin le criaiḋ ṫiuġ.

7. Naċ éireoċaid an dream ġoirteoċus tú suas go luaṫ? agus naċ músgeolaid an ni tú buaiḋirfios tu? 7 biaiḋ tú mar éadáil aca.

8. Do ḃríġ gur mill tú iomad ciniḋeaċ, millfiḋ uile iarmar na ndaoine tusa: ar son fola daoine, agus ar son éiġne na tíre, na caṫraċa, agus a nuile duine ċomnuiġios innte.

9. A mairg don té * santuiġios droċsaint da ṫiġ, ionnus go suiġeoċa sé a nead go hárd, ċor go saorfuiḋe é ó ċumaċt a nuilc. † Jer. 22. 13

10 Do ċomairliġ tú náire dot ṫiġ le gearraḋ mórain daoine, do peacuiġ tú a naġaiḋ hanma féin.

11. Oir comairfiḋ na cloċa as an mballa, agus freiġeoruiḋ an tsail as a naḋmaḋ í.

12. A mairg don té do ní baile le * fuil, agus suiġios caṫair le héigceart. † Ezech. 24. 9. Nah. 3. 1.

13. Féuċ, naċ ó Ṫiġearna na slóġ atá go saoṫraċuid na daoine ann sa teine féin, agus coirfid na daoine iad féin ar son díomaoinis?

14. Oir líonfuiġior an talaṁ * le heólus glóire an Tiġearna, mar ḟoluiġid na huisceaḋa an fairrge. † Isai. 11. 9.

15. A mairg don tí do ḃeir deoċ dá ċomarsoin: ċuirios do ḃuideal ċuige, agus fós ċuirios ar meisge é; ċor go bfeuċfa air a lomnoċtuiḋ.

16. Atá tú líonta do náire a náit glóire: * ibse fós, agus bioḋ do réiṁċroicionn leis: iompoċṫar cupán láiṁe deise an Tiġearna ċugadsa, agus biaiḋ sceiṫraċ náireaċ air do ġlóir. † Jer. 25. 26.

17. Oir foileoċuiḋ éigion Lebanon tú: agus creaċ beaṫaċ noċ do ċuir eagla orra, ar son fola daoine agus ar son éigne na tíre, na caiṫraċa, agus a nuile duine aiṫriġios innte.

18. Creud tarḃuiġios a nioṁáiġ ġreanta an ġreanuiḋe féin a hullmuiġṫe í; a nioṁáiġ leaġṫa, agus teagasgóir * bréug ar a ndóċċuruiġionn fear déanta a oibre féin ann, do ḋénaṁ ioḋal mbalḃ? † Jer. 10. 8. 14. Sach. 10. 2.

19. A mairg don tí a deir ris an maide, músgail: ris an ccloiċ mbailḃ, éiriġ, teagoisgiḋ sí: féuċ, do cóṁdaiġeaḋ í air fad dór agus dairgiod, agus ni ḃfuil anál ar áonċor iona lár.

20. Aċt * atá an Tiġearna iona teampall naoṁṫa: bioḋ an talaṁ uile na ṫosd dá laṫair. † Psal. 11. 4.

CAIB.

## CAIB. 3.

URnaiġ Habacuc an fáiġ ar Sigionot.

2. O a Thiġearna, do ċuala mē do ġlór, agus do bi eagla orum: a Thiġir-na, aitḃeoḃuiġ hobair a meaḋón na mbliaḋan, foillsiġ a lár na mbliaḋan: a bfeirg cuimniġ trócaire.

3. Tháiniġ Dia ó Thēman, agus an tí naomtha ó ṡliab Páran, dfoluiġ a ġlóir na flaitis, agus do bi an talam lán dá ṁolaḋ.

4. Agus do bi a ḋeallraḋ mar an solus, do bádar adarca as a láim, agus ann sin do bi folach a ċumais.

5. Do ċuáiḋ an ṗláiġ roime, agus ċuáiḋ gúal dearg amaċ ó na ċosaib.

6. Do ṡeas sē, agus do ṫomais sē an talam: dféuċ sē, agus do scaoil sē ó ċéile na cineaḋaċa, agus do sprēiḋ sē na sléibte síoṫbuana, do ċromadar na cnuic síorruiḋe: atáid a ṡliġṫe gan foirceann.

7. Do ċonnairc mē páilliuin Chusan a naindeise: agus do ċrioṫnuiġ cuirtine ṫíre Midian.

8. An raib an Tiġearna feargaċ a naġaiḋ na nabann? an raib ṫfearg a naġaiḋ na nabann? an raib ṫfearg a naġaiḋ na fairge, as a ndearna tú marcuiġeacht ar heacaib, agus ar ċarbaduib do slánuiġṫe?

9. Do rinneaḋ do bodha lomnoċt go huiliḋe do réir ṁionna na ttreab, ṫfocal Selah; do scoilt tú an talam re sroṫaib.

10. Do ċoncadar na sléibte ṫú, agus do ċrioṫnuiġeadar, do ċuáidh tuile bárr a nuisge ṫairis: dfoillsiġ an taigéun a ġuth, agus do ṫóig a láma súas go hárd.

11. Dfan an ġrian agus an ġealaċ na *seasam iona náit féin: dimṫiġeadar fa ṡolus do *ṡoiġeaḋ, agus fa loinnir do gaċ ṫonnaiġ. [* Josh. 10. 11. * Josh. 10. 11.]

12. Dimṫiġ tú ṫrid an ttír a bfeirg, do buáil tú na geinte a ndibfeirg.

13. Do ċuáiḋ tú amach ar son tárṫála do ḋaoine, eaḋon ar son slánuiġṫe re hungṫaċ: do loit tú an ceann as tiġ an ċiontuiġ, le foillsiuġaḋ na bunáite gus an muineal, Selah.

14. Do buáil tú ṫrid amach lē na ṁaideaḋuib ceann na mbailteaḋ: ṫangadar amaċ mar ġáoiṫ ġuáirdeáin dom scainreaḋsa: buḋ ē a ngairdeaċas an boċt do ṡlugaḋ go seicreideaċ.

15. Dimṫiġ tú ṫrid an bfairrge lē heaċuib tre ċarnnuġaḋ na nuisgeaḋ mór.

16. An tan do ċúaluiḋ mē, do ċrioṫnuiġ mo bolg, ḋúasnadar mo ṗuisine ris an ngut: do ċuáiḋ lobaḋ a steaċ ann mo ċnámuib; agus do ċriṫ mē ionnam féin, ionnus go súaimneoċuinn a ló na buaiḋearṫa: an tan thig sē súas ċum na ndaóine, ionnsoċuiḋ sē iad le na ṡlúaghuib.

17. Ma atá naċ bláṫann an crann fige, agus naċ mó biaḋ toraḋ annsa bfinemuin: failleoċuiḋ saoṫar crainn na hola, agus ni thiubruiḋ na macaireaḋa biaḋ ar bioth úatha, gearrfuighear an tréud amach ón máinrigh, agus ni biáiḋ eallba ar bioth annsna stallaḋuib.

18. Thar sin gáirdeocha misi annsa Tighearna: sólásfuiḋ mē a nDia mo ṡlánuighthe.

19. Isē an Tighearna Dia mo neart, agus do ḋeanna sē mo chosa cosṁuil re *cosaib eilite, agus do ḃéara sē orum siubal ar ṁáitib árda. Don ṗrímfear ceóil ar maḋḃaḋuib sreangacha. [† 2 Sam. 22. 34. Psal. 18. 33.]

SEPHANIAH.

# SEPHANIAH.

## Caib. 1.

BRiaṫar an Tiġerna noċ ṫái-
nig go Sepaniah mac Cusi,
mic Gedaliah, mic Amari-
ah, mic Hisciah, a laeṫib
Iosiah mic Amon Riġ Iúdah.
2. Scriosfa mé ṫrid amaċ a nuile
ní ón talamh, a deir an Tiġerna.
3. Díoġbáiġfid mé an duine agus
an beaṫach, scriosfa mé énlaiṫ a nai-
éir, agus éisc na fairrge, agus na cip
ṫuisliġ maille ris na ciontaċaib, agus
gearrfa mé amaċ an duine ón ttalamh,
a deir an Tiġerna.
4. Sínfidh mé mar an ccédna mo
lámh amaċ ar Iúdah, agus ar uile áitreaġ-
ṫaċ Ierusalem, agus gearrfa mé a-
mach iarsma Bhaal as a náitsi, agus
ainm na Chemarimtech maille ris na
sagartaib.
5. Agus an drong adhras slúaġ
neiṁe ar mullaiġib na ttiġṫeaḋ, agus
an drong adhras, agus mionnuiġios fán
Ttiġerna, ⁊ mionnuiġios fa Mhalċam.
6. Agus an luċt dfill ar a nais ón
Ttiġerna, agus an drong nar iarr
an Tiġerna, agus nar ċeasnuiġ ris.
7. Bí ad ṫosd lé faicsin an Tiġerna
Dia: óir atá lá an Tiġerna do laṫair;
óir do ġléas an Tiġerna iodbuirt, dfúa-
gair sé dá luċt cuiridh.
8. Agus tiucfa a ccríċ a ló iod-
bartha an Tiġerna, go ccoisreocha
misi ar na prionnsaduibh, ⁊ ar ċlannaib na
Ríoġ, agus ar na huile daoinib atá ar na
néduġaḋ lé culaiḋib coimiġṫeaċa.
9. Annsa ló ċeadna sin smaiċteoċa
mé a nuile duine lingios ar an ttáirrsiġ,
noch líonas tiġṫe a maiġistreach le
héigean agus lé clúanuiġ.
10. Agus tiucfa a ccrich san ló
sin, a deir an Tiġerna, go mbiáiḋ
guth a néigim ó ġeata a néisg, núall-
fartach ón dara geata, agus tor-
mán mór ó na cnocaib.
11. Núalluiġhse a áitreabṫacha
Mhactes: óir atáid na ceannuiġṫe uile
ar na ngearraḋ sios: do gearraḋ
amach a nuile duine iomchras airgiod.
12. Agus tiucfuiḋ a ccrich san
namsin go sgrúdfa misi Ierusalem lé
coinlib, agus pianfa mé an drong a-
tá go socair ar a ndeascaiġ, noċ a deir
iona ccroiḋe, ní déana an Tiġerna
maiṫ; ní mó déana sé olc.
13. Uimesin do déantar créaċ dá
maóin, agus fásaċ dá ttiġṫib; cuir-
fid fós tiġṫe súas, aċt ní áitreoċuid
* ionta, agus plainndeoċuid fíneamhna, *Deut. 28.30. Amos 5.11.
aċt ní iobuid a fíon sin.
14. Atá lá mór an Tiġerna a bfo-
gus, atá sé a ngar, agus deiṫfriġiḋ
sé go mór, eadhon guṫ laoi an Tiġerna:
comhgairfiḋ an duine cumaċtaċ annsin go
haiḋmhéil.
15. Is lá dibfeirge an lá sin, lá * †Jer. 30.57.
buáiḋearṫa ⁊ aimhgair, lá fásuiġṫe ⁊ són- Joel 2.11.
ranaċta, lá dorċaċta ⁊ duáibsiġṫe, Amos. 5.18.
lá néull ⁊ dorċadais ṫiug,
16. Lá stoc ⁊ fúagarṫa a naġaiḋ na
ccaiṫreaċ ndaingean, ⁊ a naġaiḋ na ttor
nárd.
17. Agus do bérna mé aimġar ar
daóinib, ionnus go siubolaid amhuil dói-
ne dalla, do briġ gur peacuiġeadar a na-
ġaiḋ an Tiġerna: agus dóirtfiġear a
bfuil amaċ amhuil luáiṫreaḋ, ⁊ a bfeóil
mar a naóileaċ.

† Sean. 21.4. Ezech.7. 19. 18. * Ni mó feádfas a nairgiod nó
a ór a sáoradh a ló feirge an Tigher-
† Seph. 3. 8. na; acht sluigfighear an talamh uile *
lé teine a éuda: óir cuirfidh sé dei-
readh deithneasach leis a nuile duine dá
náitreabhann san tir.

---

## CAIB. 2.



Ruinighidh sibh féin a bfochair a
chéile, aseadh, cruinnighidh a
ccionn a chéile, a chinead neimh-
dhuilennuil.

2. Suil bheiras a nfuagra amach,
sul imthighios an lá mar an ccáithlech,
sul thiucfas ferg borb an Tighearna
oruibh, sul thiucfas lá feirge an Tigher-
na oruibh.

3. Iarruidh an Tighearna, sibhsi a uile
dhrong ceunsa na talmhan, noch dobhuin
a bhreithemnus, iarruidh fireantas, iar-
ruidh macántas: do bfeidir go bfoi-
leicthéar sibh a ló feirge an Tigh-
earna.

4. Oir threigfighear Gáza agus
[ biáidh ] Ascelon na diaimheas: dibeo-
raidh Asdod amach san meadhón laoi, 7
tochaltar Ecron as a fréimh.

5. A mairg do luchd áitighthe cóys-
ta na fairrge, cineadh na Cherethiteach: atá
focal an Tighearna bhur nagaidh; a Cha-
naan, a dúthaig na bhPhilistíneach scri-
osfa mé thusa go deimhin, ionnus nach
biáidh áitreabhthach ar biot [ionad].

6. Agus béid cóstadha na fairrge
na náitibh comhnuighe, agus na mbothaibh
ag aodhairibh, agus na máinnrechaibh ag
treuduibh.

7. Agus biáidh an cósta aig fuigh-
ioll tighe Iudah, biathfuid iad, a ttighthibh
Ascelon luighfid siad sios tráthnóna:
óir cuairteochaidh an Tighearna a bhfiaid iad,
agus fillfidh sé a ndaoirse uatha.

8. Do chuala mé masla Mhóab, 7
cáinteoireacht chloinne Ammon, lé ar mas-
luigheadar mo dháoine, agus lé ar mór-
uigheadar iad fein a nagaidh a tteórann.

9. Uime sin fa mar mhairim, a deir
Tighearna na slógh Dia Israel, go dei-
mhin biaidh Móab mar Shodom, agus clann
Ammon mar Ghomorrah, eadhon na ma-
thair neantóg agus na poill salainn,
agus na háonranas siorruidhe; mill-
fidh iarsmáoi mo dháoine iad, agus
sealbhochuid iarsma mo dháoine iad.

10. Isé so do gheabhuid ar son a nua-
bhair, do brigh gur masluigheadar agus
gur móradar iad fein, a nagaidh dáoine
Thighearna na slógh.

11. Biaidh an Tighearna uathbhásach dóibh,
óir cuirfidh sé uile dhée na talmhan do
ghorta, agus aidheoruid dáoine eision
gach áonduine as a ionad féin, eadhon uile
oiléin na ngeinteadh.

12. Sibhsi a Etiopianaigh mar an
ccéadna marbhfighear sibh le mo chloi-
dheamh.

13. Agus sínfidh sé a lámh amach
a nagaidh an tuáisceart, agus scriós-
faidh sé a Assiria, agus do dhéanuidh
Ninebeh na hionránas, agus tirim mar
fhásach.

14. Agus luighfid treuda iona lár,
uile bheathacha na cciníeadhach: coimhéaduigh
an * fiadhpeilican agus an bun- * Isa. 34.11. &c.
án léana iona bhndéruibh uachtaracha:
canfa a nguth ann sna fuinneógaibh; biaidh
áonránas ann sna tairrsighibh: óir nochtfuidh
sé a nobair chedrach.

15. Isi so an cathair lúthgháireach,
do chomhnuigh neimhchúramach, a dubhairt iona * Isa. 47.
croidhe, * atáimse, agus ni bfuil ann
as mé: cionnus do rinneadh fásach di,
na háit ag beathachaibh chum luighe sios
innte, gach uile duine ghabhus lámh sia,
dúnadh sé fead alach agus croithfidh a
lámh.

## CAIB. 3.


Mhairg dise atá salach, agus
truáillighte, do chathraigh
na hiccóra.
2. Nior umhluigh si don
guth, nior ghab si smacht: nior dóthchu-
saigh si annsa Tighearna, ni tháinic si a
ngar do Dhia.
3. Atáid a prionnsadha inte a sticch
na * leomhannuibh buile; atáid a breithe-
[Ezech. 22. 27. Mic. 3. 11] mhain na cconaibh állta nóna, ni chnei-
mhid siad na cnáma gus an maidin.
[Jer. 23. 11. Ez. 9. 7.] 4. Is * éttrom feallthach a fáidhe: do
shalchadar a sagairt an teanctóir, do
[Ezech. 22. 8.] rinnedar * éigion ar an ndligheadh.
5. Atá an Tighearna ceart iona lár-
sin, ni dhéna sé éccóir: do beir sé a
breitheamhnus chum solais gach áon mhai-
din, ni failligion sé: acht ni bfuil fios
náire aig na daóinibh éiccearta.
6. Do ghearr mé amach na cineadha-
cha, atáid a ttuir uaignech, do rinne
mé a sráide na bfásach, ionnus nach
gabhann duine ar bioth [ionta], ionnus
nach bfuil áitreabhthach ar bioth.
[Is. 34. 11.] 7. A dubhairt mé, go deimhin biáidh eg-
la ort: glacfa tú teagasg, ionnus nach
gearrfuighe amach a náit chomhnuighe gidh
gur smachtuigh mé iad: acht déirghiodar-
san go moch, agus do thruáilledar a
ngnioma uile.
[Isa. 47.] 9. Uime sin feithidh sibhsi orumsa, a
deir an Tighearna, nó go ttigh an lá a
néireocha mise súas chum na creiche: óir
is é is mian dam na cineadhacha do chruinni-
ughadh, ionnus go ttionóilfinn mé na
riogachta do dhórtadh mo dhioghla orra,
[Cab. 1. 18.] eadhon mfeirg borb uile: óir loisgfighear
an talamh uile lé teine * m'éda.
9. Oir annsin iompocha mé chum na
ndaóine teanga ghlan, chor go ngoirfid
uile ar ainm an Tighearna, dfoghnamh dó
maille re háontoil.
16. On taóibh thall daibhnibh na hEtiópia
máos gcearáin, eadhon ingean mo dhaóine
scáipthe, bérid mo thabhartas leó.
11. Annsa ló sin ni biáidh náire ort
ar son huile gniomh, ionar pheacaigh tú am
aghaidhsi; óir annsin do bhéara mé a-
mach as do lár an mhéid gháirigheas ann
húabhar, agus ni biáidh tú uáibhrech ni
is mó, do bhrigh mo shléibhte náomhthasa.
12. Fágfaidh mé fós ann do lársa
daóine buáidheartha ⁊ bochta; agus cuir-
fid a ndóigh a nainm an Tighearna.
13. Ni dhéna iarsma Israel éiccceart
ar bioth, ni mó laibheorrid bréaga: ni
mó gheabhthar teanga chealgach iona
mbéul: óir do gheabhaid beatha, agus luigh-
fid síos, agus ni chuirfe duine ar bioth
eagla orra.
14. Can a inghean Shion: gáir a
Israel: bídh lúathgháirech, agus gái-
ridh maille red uile chroidhe, a ingean
Ierusalem.
15. Do thóig an Tighearna do breithe-
mhnus diot, do theilg sé amach do ná-
mhaid: atá Righ Israel eadhon an Ti-
ghearna ann do lár: ni faicfidh tú olc ni is
mó.
16. Annsa ló sin a déarthar re Hie-
rusalem, ná bíodh eagla ort; agus re
Sion, ná bídis do láma lag.
17. Is cumachtach an Tighearna do
Dhia ann do lár: tárthocha sé, gáir-
deocha sé ós do chionnsa lé lúathgháir:
coimhneochaidh sé ann a ghrádh, gáirdeocha
sé ós do chionn le caintic.
18. Cruinneocha mé an drong atá
dóbrónach ar son an choimhthionóil sol-
lamonta, noch atá diotsa, dá raibh a
masla na úalach.
19. Féuch, millfidh mé annsa namh-
sin a nuile duine buáidhreas sibh, agus
tárthocha mé isi atá * bacach, ⁊ cruinn- [† Mic. 4. 7.]
eochadh an bhean do díbreadh amach, ⁊ do
gheba mé moladh agus clú dóibh ann gach
áoinntir ionar cuireadh náire orra.
20. Annsa namhsin do bhéra mé ar bhur
nais sibh, eadhon annsa namh a ccruinneocha
mé sibh: óir do dhéna mé ainm agus mo-
ladh dibh eidir uile dhaóinibh na talmhan,
an tan iompochus mé ar ais bhur ndaóir-
sine as coinne bhur súl, a deir an Ti-
ghearna.

# HAGGAI.

## CAIB. I.

ANNsa dara bliadain do
Dhárius an Riġ, aṅsa
seisseḋ mí, aṅsa ċéd lá
don ṁí, ṫáinic briaṫar an
Tiġearna le Haggai an
ḟáiġ go Serubbabel ṁac Seáltiel, úa-
ṫarán Iúdah, agus go Iosua ṁac Io-
sedech an tárdsagart, ag ráḋ,
3. Is marso labrus Tiġearna na
slóġ, ag ráḋh, a deiriḋ na daóinesi,
ní ṫáinic an tam fós, an tam ionar
ċóir tiġ an Tiġearna do ċur súas.
3. Aṅ sin ṫáinic briaṫar an Ti-
ġearna lé Haggai an ḟáigh, ag ráḋ;
4. An mṫiḋ dibse comnuiġe do ḋé-
namh aṅ bur ttiġṫib díona, agus an
tiġse na luiġe na ḟásach?
5. Anois uimesin is marso a deir
Tiġearna na slóġ: measuiġ féin bur
sliġṫe.
6. Do ċuireabar * mórán, agus is
*Deut.28.38 Mic 6.14.15 beg bearṫaoi a steach: iṫí, as ní ḃfuil
go lór aguib: iḃṫí, acṫ ní ḃfuiltí lí-
onta do ḋiġh: ionguiṫí sib, acht ní
ḃfuil áonduine aguib séasgar: agus an
té ṫuilliós túarustal, tuilliġ sé túa-
rastal dá chur a mbála briste.
7. Is marso a deir Tiġearna na
slóġ, measuiġ bur sliġṫe.
8. Eirġidhe súas ar a tsliab, agus
tugaiḋ aḋmad lib, agus cuiriḋ an tiġ
súas, agus biáiḋ duil agamsa aṅ, a-
gus biáiḋ mé ar mo ġlórugaḋ, a deir
an Tiġearna.
9. Do bí súil agaib ré mórán, agus
féuċ ṫáinic sin chum beagáin; agus an
tan ṫugabair don baile é, do séid mise
air: créd uime, a deir Tiġearna na
slóġ? do ḃríġ mo ṫiġe atá na ḟá-
sach, agus riṫuiġ gach duine agaibsi
dá ṫiġ féin.
10. Uimesin do congṁaḋ an taéar
ós bur gcionn ó ḋrúcṫ, agus do cong-
ṁaḋ an talaṁ * ó na ṫoraḋh. *Deut.11.23
11. Agus do ġoir mise ar ṫiormach
ar an ttalaṁ, agus ar na sléiḃtib, a-
gus ar a narbar, agus ar an bfíon núaḋ,
agus ar a nola, agus ar an nísin noċ
do beir an talaṁ amach, agus air
daóinib, agus ar áirnéis, agus ar uile
saoṫar na láṁ.
12. Aṅsin dumluiġ Serubbabel
ṁac Seáltiel, agus Iosiah ṁac Iose-
dech an tárdsagart, maille re huile
iarsma an ṗobail do ġuth an Tiġearna
a Ndia, agus do briaṫra Haggai an
ḟáiġ (mar do ċuir an Tiġearna a Ndia
úaḋ é) ⁊ do bí eagla ar an bpobal roiṁe
an tTiġearna.
13. Aṅsin do labair Haggai teach-
taire an Tiġearna a tteaċtaireaċt an Ti-
ġearna ris an bpobal ag ráḋ, atáim-
si maille rib, a deir an Tiġearna.
14. Agus do ċorruiġ an Tiġearna
súas spiorad Sherubbabel ṁic Seáltiel,
úaċtarán Iúdah, agus spiorad Iosu-
ah ṁic Iosedeċ an tárdsagart, agus
spiorad iarsma an ṗobail uile, agus
ṫangadar, agus doibriġeadar a ttiġ
Thiġearna na slóġ a Ndia:
15. Aṅsa ċeaṫramaḋ lá fiċiod don
tseisseḋ mí, aṅsa dara bliaḋain do
Dhárius an Riġ.

## caib. 2.

ANNsa sechtmadh mi, ansa
náonmadh lá fitchiod don
mi, ṫáinic briaṫar an Ti-
ġerna leis an bfáiġ Hag-
gai, ag rádh,

2. Labair anois re Serubbabel mhac
Séaltiel, uaċtarán Iúdah, agus re
Iosuah mac Iosedech an tárdsa-
gart, agus ris an ccuid oile don po-
bal, ag rádh,

3. Cia do fágbhadh ann buir mesg-
sa do chonairc an tighse iona
cheadghlóir? agus ciondus do ċiti
anois é? nach bhfuil sé ann buir suil-
lib a ccompráid dó amhuil neimh-
ni?

4. Giodhedh cheana anois bidh lái-
dir, a Sherubbabel, a deir an Ti-
ġerna, agus bi láidir, a Iosuah mic
Iosedech an tárdsagart, agus bi-
ḋi láidir a uile pobal na tire, a deir
an Tiġerna, agus oibrigiḋ: (óir a-
támsi maille lib, a deir Tiġerna
na slóġ.

5. Do réir a nfocail do ċengail
mé rib, a nuáir ṫangabair as a Né-
gipt, marsin do ċomnuiġ mo spiorad
eadruibh: ná biod egla oruibh.

6. Oir is marso a deir Tiġerna
na slógh, * tamall beg fós, agus
cnoitfidh mé na neuma, agus an ta-
lam, agus a nfairge, agus an talam
tirim.

7. Agus cnoitfidh mé na huile ċi-
neḋaċa, agus tiucfuid fon na nuile
chineḋ, agus lionfa mé an tighse le
glóir, a deir Tiġerna na slóġ.

8. Is liomsa an tairgiod, agus is
liom an tór, a deir Tiġerna na slóġ.

9 Buḋ mó glóir an tiġe ḋeiġionaiġ-
si ná an chéid tiġe, a deir Tiġerna
na slógh: agus do bḟéra misi siot-
ċáin ansa náitsi, a deir Tiġerna na
slógh.

10. Ansa ceaṫramaḋ lá fiċċiod don
náomaḋ mi, ansa dara bliaḋain do
Dhárius, ṫáinic briaṫar an Tiġerna
le Haggai an fáiġ, ag rádh,

11. Is marso a deir Tiġerna na
slóġ, fiafruiġ anois do na sagartaiḃ
do ṫaoiḃ an dliġe, ag ráḋ,

12. Má iomċran duine feóil náom-
ṫa a sciorta a éaduiġ, agus go mben-
fa a sciorta re harán, nó re fion, nó
re hola, nó re báaḋ ar biot, an mbi-
áiḋ sin náomṫa? agus do fregradar
na sagairt, agus a dubradar ni bi-
áiḋ.

13. Ansin a dubairt Haggai, má
benan duine bios neimglan ó marḃ re
háonċuid diobso, an mbiáiḋ sé neim-
glan? agus do fregradar na sa-
gairt, agus a dubradar, biáiḋ sé
neimglan.

14. Ansin do freagair Haggai, a-
gus a dubairt sé, is marsin atá an po-
balso, agus is marsin atá an cineḋ-
so dom laṫairsi, a deir an Tiġerna;
agus is marsin atá uile obair a lám, a-
gus an ni offráluid ansin is neimglan é.

15. Agus anois iarruim daṫtuig-
ge oruiḃ, measuiḋ ón ló a niuġ agus
suas, ó roime ċloiċ ar biot do ċur
ar ċloiċ a ttempall an Tiġerna.

16. O do bádar na láeṫesin, an
tan ṫáinic áon go carn fiċċiod [mio-
súr], ni raib aċt deiċ miosuir ann: a
nuáir ṫáinic áon gus a numar brúiṫe
a nfiona do ṫarruing caogad soigh-
ṫeċ amaċ ón numar, ni raib ann ac fiċ-
ċe soiṫech.

7. Do buáil misi sib * re gáoth-
ruáiḋ, agus le milceó, agus le cloiċ-
snesa, ann uile saoṫruiḃ bur lám: gi-
ḋeḋ nior filleabair ċugam, a deir an
Tiġerna.

18. Measuidh anois ón ló a niugh
agus suas, ón ċeaṫramadh lá fiċċi-
od don náomadh mi, edhon ón ló far
legadh bunáit ṫempuill an Tiġerna,
measuiḋh é.

19. An bfuil an siol fós ansa
scioból? as edh fós ni tug a nfine-
mhuin, agus an cran fige, agus an
pom-

pomgranat, agus an crann ola a to-
radh: ón ló so amach beinneocha mé sibh.
20. Agus a ris ṫáinic briaṫar an
Tiġearna go Haggai an sa ceaṫramhadh
lá fiċiod don mhi, ag rádh,
21. Labhair re Serubbabel, uachta-
rán Iúdah, ag rádh, croiṫfid mé na
neamha, agus an talamh,
22. Agus sgriosfa mé caṫaoir
rioġachtadh, agus sgriosfa mé neart
rioġachtadh na ngeinteadh, agus teilg-
fid mé sgeċadh na carbaid agus an
dream do ni marcaiġeacht ionta, agus
tiucfaid na heiċ agus marcsluaġ a
nuas, gach aonduine le cloidheamh a dhear-
bhraṫar.
23. An sa ló sin, a deir Tiġearna
na slóġ glacfa mé ṫusa, a Sherubba-
bel mo sheirbhḟoġantaidh, mac Sealtiel,
a deir an Tiġearna, agus do dhéna mé
ṫú mar ċomharṫa: óir do ṫoġ mé ṫú,
a deir Tiġearna na slógh.

SECHARIAH.

# SECHARIAH.

## CAIB. I.

AN ṡ mhí na hoċtmhaḋ mí, ann sa dara bliaḋain do Dhárius, ṫáinig briaṫar an Tighearna go Secariah mac Baraċiah, mic Iddo an fáiġ, ag ráḋ,

2. Do ḃí an Tigherna ro ḟeargaċ re bhur naiṫriḃsi.

3. Uime sin abairsi riú, is marso a
Mal. 3. 7. ḋeir Tigherna na slógh, * fillidhsi chugamsa, agus fillfe misi ċugaibhsi, a ḋeir Tigherna na slógh.

4. Ná * biḋise amhail bhur naiṫre
* Isa. 31. Jer. 3. 12. & 18. 11. Ezek. 18. 3. Hos. 14. 1. dár ḟuagradar na cléiriġe, ag ráḋ, is marso a ḋeir Tigherna na slógh, fillidh anois ó bhur ndroiċṡliġṫiḃ, agus ó bhur ndroiċġníomharṫaiḃ: aċt níor éisteadar, agus ní ṫugadar aire dhamhsa, a ḋeir an Tigherna.

5. Bhur naiṫre, cáit a bhfuilid? ⁊ na fáiġe, an mairid ċoiḋċe?

6. Aċt naċ ar ġlacadar mo ḃriaṫrasa agus mo reaċta, noċ dʼaiṫin mé dom ṡearḃḟoġantaiḃ na fáiġe, greim da bhur naiṫriḃse? agus dʼilleadar, ⁊ a dubhradar, amhail mar do ḃeartaiġ
* Lam. 2. 17. Tigherna * na slógh do ḋéanamh ruinne, do réir ar sliġṫe, agus do réir ar ngníomh, is mar sin do riñe sé ruinn.

7. Ar an ccearṫramhaḋ lá fiċċiod don naoṁmhaḋ mí déag, noċ ar bi mí Sebat, ann sa dara bliaḋain do Dhárius, ṫáinic briaṫar an Tigherna go Seċariah mac Baraċiah, mic Iddo an fáiġ, ag ráḋ,

8. Do ċonnairc mé san noiḋċe, agus féuch duine ag marcaiġeaċt ar eaċ ruaḋ, agus do ṡeas sé a measc na ccrann Miortail noċ do bhí san ġleann, agus do ḃádar na ḋiaiġ eiċ dhearga, ballaċa, agus bána.

9. Ann sin a dubhairt misi, oh mo Tiġearna, cred iad so? agus a dubhairt an taingiol do ċomráiḋ rium, taisbeanfa mé ḋuit, cred iad so.

10. Agus do ḟreagair an duine do ṡeas a measc na ccrann Miortail, agus a dubhairt, is iád so an drong do ċuir an Tigherna do ṡiubhal síos suas ar fud na talmhan.

11. Agus do ḟreagradarsan an aingeal an Tigherna do ṡeas a measg na ccrann Miortail, agus a dubhradar, do ṡiubhalamar síos suas ar fud na talman; agus féuċ, atá an talamh uile suaimhneaċ, agus atá sé síoṫċánta.

12. Ann sin do ḟreagair aingel an Tigherna, agus a dubhairt, a Thigherna na slógh, ga fad naċ dʼéisdfa tú grása ar Ierusalem, agus ar ċaiṫreaċaib Iúdah, a naghaiḋ a raib fearg na deiċ mbliadhna agus trí fiċċidsi?

13. Agus do ḟreagair an Tigherna an taingiol do ċomraiḋ riomsa re briaṫraiḃ maiṫe, agus re briaṫraiḃ comfurtachta.

14. Marsin a dubhairt an taingiol do ċhomráiḋ riomsa, éigh si ag ráḋ; is marso a ḋeir Tigherna na slóġ, atáimsi éaḋmhar * fa Ierusalem, agus † Ca. 8. 2.
ar son Shion maille re héud mór.

15. Agus atáim ró ḟeargach ris na geintiḃ atá go suaimhneach, óir ní raiḃ aċt fearg bheag orum, ⁊ do ċongnuiġeadar san anmhaithesi do dul ar a haghaiḋ.

61. Ar

16. Ar a na ḃarrsin is marso a deir an Tiġerna, dfill misi go Hierusalem maille re trócaire: cuirfiġear mo ṫiġ súas inte, a deir Tiġerna na slóġ, agus sinfiḋter dorubha amaċ ar Israel.

17. Fúagair fós ag ráḋ, is marso a deir Tiġerna na slóġ, leiṫneocṫar fós tré sonus mo ċaiṫreċa, agus fós furtóċaiḋ an Tiġerna Sion, ⁊ toiġeoḋ fós Ierusalem.

18. Ansin do ṫóig mé súas mo súile, agus dairc mé, agus féuċ, ceiṫre hadarca.

19. Agus a dubairt mé ris a naingiol do ċomráiḋ riom; cred iadso? ⁊ do freagair seision mé, Siad so na hadarca do scáinriġ Iudah, Israel, agus Ierusalem.

20. Agus do ṫaisbéin an Tiġerna dam ceaṫrar sáor.

21. Ansin a dubairt misi, cred a ttangadar so dá ḋéanam? agus do labair seision ag ráḋ, siad so na hadarca do scaoil ó ċéile Iudah, ionnus nar ṫóg duine ar biṫ a ċeann súas: aċt ṫangadar so do ċur egla orra, do ṫeilgion adarca na ngeinteḋ amaċ, noċ do ṫóg súas a nadarca ós cionn tíre Iudah dá scaipeaḋ.

## CAIB. 2.



DO tóig mé mo súile súas a ris, agus dairc mé, agus feuch, duine go ndorubha tomais iona láim.

2. Ansin a dubairt mé, cáit a raca tusa? agus a dubairt seision riom, do ṫomas Ierusalem, agus dfeicsin cred a leiṫne, agus cred a fad.

3. Agus féuċ, do ċuáiḋ an taingiol do labair riomsa amaċ, agus do ċuáiḋ aingiol oile amaċ na ċoinne.

4. Agus a dubairt sé ris, rioṫ, labair ris an ógánachsa, ag ráḋ, áiṫreċṫar Ierusalem mar bailte gan balladha, ar iomad na ndaóine ⁊ na hainmhiḋe biás inte.

5. Oir biaiḋ misi, a deir an Tiġerna, am balla teineḋ di timċioll fa ccuáirt, ⁊ biáiḋ mé am ġloir iona lár.

6. Ho ho, tigiḋ amaċ, agus teiṫiḋ ón ttír ṫuáiġ, a deir an Tiġerna: óir do leaṫnaiġ misi amaċ tú mar ċeiṫre gaoṫa neime, a deir an Tiġerna.

7. Tárṫaiġ tú féin, a Shion, ċoimnaiġhios maille re hinghin na Babilóine.

8. Oir is marso a deir Tiġerna na slóġ, a ndiáiġ na glóire do ċuir sé misi ċum na cciniḋeaċ do ċreaċ sibsi: óir an té * bhenas ribsi, beanaiḋ sé re mogal a súlsan. † Deut. 32. 10. Psal. 17. 8.

9. Oir féuċ croiṫfiḋ misi mo láṁ orra, agus béiḋ na néadáil dá seirbiseċaib, agus aiṫeontáoi gur bé Tiġherna na slóġ do ċuir úaḋ mé.

10. * Can agus gáiriġ, a inġen Shion: óir féuċ, ṫáinic misi, agus coimneoċa * mé ann do lár, a deir an Tiġerna. * Isa. 12. 6. & 54. 1. * Lev. 26. 12. Ezech. 37. 27 2. Cor. 6. 16.

11. Agus ceangolaiḋ mórán cineaḋaċ ris an Tiġerna annsa ló sin, agus béiḋ na bpobal agumsa: ⁊ áiṫreoċa misi ann do lársa, agus aiṫeonaiḋ tú gur bé Tiġerna na slóġ do ċuir ċugad mé.

12. Agus selbóċaiḋ an Tiġerna Iudah a ċhomroinn annsa talamh náomṫa, agus béaraiḋ Ierusalem do roġa ris.

13. Biṫi bur ttost a uile féoil a láthair an Tighearna: óir atá sé ar na thógbháil súas as a áiṫreaḃ náomṫa.

CAIB.

CAIB. 3.

AGus do thaisbéin sé damhsa Iosu-
ah an tardsagart na sheas-
amh ar coimhe aingil an Ti-
ghearna, agus Sátan na sheas-
amh dá láimh deis chum cur na aghaidh.
2. Agus a dubhairt an Tighearna re
*Sátan, go naithbhrioidh an Tighearna thú
a Shátan, eadhon an Tighearna do thogh
Ierusalem go nimdheargha sé thú: nach
aithinne so ar na tharraing as an
tteine?
3. Anois do bhí Iosuah éudaighthe
le héadach salach, agus do sheas sé ar
coimhe a naingil.
4. Agus do fhreagair sé, agus do la-
bhair ris an ndroing do sheas ar a choimhe,
ag rádh, beiridh libh na héadaighe salcha
uadh: agus a dubhairt sé rision, féuch,
thug mé ar héigceart imtheacht uait, agus
éideochadh mé thú lé malairt culaidh.
5. Agus a dubhairt misi, cuiridis
barrín breádha ar a cheann: ansin do chuire-
dar barrín breádha ar a cheann, agus do
éidigheadar é lé culaidhibh, agus do sheas
aingiol an Tighearna aca.
6. Agus do dhearbh aingiol an Ti-
ghearna do Iosuah, ag rádh,
7. Is mar so a deir Tighearna na slógh,
má siublaighionn tú ann mo shlightibhse, a-
gus má choimhéadann tú mo chúram, ansin
do bhéarna tú breitheamhnus ar mo thigh, 7
coimhdeochadh tú fós mo chúirtiona, agus
do bhéara mé áite duit do siubal na measc
so noch sheasas láimh riot.
8. Eisd anois a Iosuah, a ardsa-
gairt, tú féin agus do chompánaigh
shuighios ar do choimhe: óir is daoine da
ndéantar iongnadh iad; óir féuch, do
bhéara misi amach mo sheirbhíseach, an *
BEANGAN.
9. Oir féuch, an chloch do chuir mé
roimhe Iosuah, béidh seacht súile ar aon
chloich: féuch, greanta mé a greanta-
san, a deir Tighearna na slógh, agus
athroca mé éiccceart na dúithche sin a
naon ló.
10. Annsa ló sin, a deir Tighearna
na slógh, goirfidhe gach uile duine agaibh
a chomarsa faoi an bhfíneamhain, agus
faoi an ccrann fíge.

CAIB. 4.

AGus táinic an taingiol do
chompráidh riom a rís, agus
do dhúisigh sé mé amhail duine
dhúisighear as a chodladh,
2. Agus a dubhairt sé riom, creud
do chí tú? agus a dubhairt misi, damhairc
mé, agus féuch coinnleóir uile dóir go
sgála air a mullach, agus seacht ttóir-
si air, agus seacht briopa chum na seacht
lampaibh, noch do bhí air a mullach.
3. Agus dá chrann ola láimh ris: aon
aca air an ttaoibh deas don sgála, agus
an dara crann don taoibh chlé de.
4. Mar sin do fhreagair mé, agus do
labhrus ris a naingiol do chompráidh ri-
om; ag rádh, creud iadso, a thighear-
na?
5. Ansin do fhreagair an taingiol
do chompráidh riom, agus a dubhairt sé
riom, nach bhfeadair tusa creud iad
so? agus dubhairt misi, ni fheadar, a
thighearna.
6. Ansin do fhreagair seision, agus
do labhair sé riomsa, ag rádh, isé so
briathar an Tighearna re Serubbabel,
ag rádh, ni lé sluagh, nó lé cumhachtaibh,
acht le mo spioradsa, a deir Tighearna
na slógh.
7. Cia tusa, a shléibh móir? do
dhéantar réidhteach diotsa roimhe Sherub-
babel, 7 do bhéara sé amach a cheannchloch
sin lé gáirthibh, ag gláodhaigh, grá-
sa dhí.
8. Tuilleadh fós, táinic briathar an
Tighearna chugam ag rádh,
9 A siad láma Sherubbabel do

ċuir bunáit fúi an tigso, ístiad fós a
láma ċríoċnochus é, agus aiṫeonuiġ
tú gur bé Tiġerna na slógh do ċuir
misi ċugad.
10. Oir cia do ṫarcuisniġ lá na
niṫeñ mbeg? óir gáirdeoċuid, agus
do ċifid an dorubá a láim Sherubbabel
*Caib. 3. 9. maille ris an móirseisior sin; * ístiad
súile an Tiġerna, noċ ríoṫios sios
súas ar feadh na talman uile.
11. Ann sin do ḟreaġair misi, agus
a dubairt mé ris, cred iad an dá ċrañ
olasa ar an ttaoib ndeis don ċoinnleóir,
agus ar an ttaóib clé dhe?
12. Agus do ḟreaġair mé a ris, a-
gus a dubairt mé ris, cred iad an dá
ḃengán ċrañ olaso, noċ folmhuiġios a
nola órḋa ṫríd an dá píopa órḋa as-
ta féin?
13. Agus do ḟreaġair seision mé, 7 a
dubairt; naċ bfuil a fios agadsa cred
iad so? agus a dubairt misi, ni ḟedar,
a ṫiġerna.
14. Ann sin a dubairt seision, ístiad
so an dá ungṫach sheasas láim ré Ti-
ġerna na talman uile.

## Caib. 5.

Ann sin dfill mé, agus do
tóig mé mo súile súas, a-
gus damhairc mé, agus féuċ
rola ag eitiollaiġ.
2. Agus a dubairt sé riom, cred
do ċí tú? agus do ḟreaġair misi, do
ċim rola ag eitiollaiġ, fiċe cubad
iona fad, agus deiċ ccubaid iona lei-
ṫiod.
3. Ann sin a dubairt seision riom, isé
so an mallugad ṫéid amaċ ar agaid
na talman uile: óir gearrfuiġear amach
gaċ uile duine ġadus, mar buḋ eadh don
taóibsi, dá réir; 7 gearrfuiġear amach
gaċ uile duine do beir mióna, mar buḋ
eadh don taóib oile, dá réir.
4. Do bérna mé amaċ é, a deir Ti-
ġerna na slóġ, agus raċhaiḋ a steaċ
go tiġ an ġaduiġe, agus go tigh an
té do beir mióna bréige fam ainmsi,
agus ansa a lár a tiġe, agus cnaóid-
fid é, maille re na adhmad, agus re na
a ċloċaibh.
5. Ann sin do ċuáid an taingiol do
labair riom amaċ, agus a dubairt sé ri-
om, tóig súas a nois do súile, agus
féuċ cred é an ni so ṫéid amach.
6. Agus a dubairt misi, cred é? a-
gus a dubairt seision, is éphah so ṫéid
amaċ: a dubairt sé fós, isé so a cos-
amlas ar feadh na talman uile.
7. Agus féuċ, do tógbad súas
tallañ luáiġe, agus is bean sona suiḋe
a lár a néphah.
8. Agus a dubairt sé, isé so an
tolc, agus do ṫeilg sé a lár a néphah
é, agus do ṫeilg sé an comṫrom luáiġe
ar a béul.
9. Ann sin do tóig mé mo súile sú-
as, agus damhairc mé, agus féuċ tá-
inic dias ban amaċ, agus do bí an gá-
óṫ iona sciaṫánaib (óir do bádar scia-
ṫáin orrá amhail sciaṫáin cuirre
glaise) agus do tógbadar súas an
téphah idir an ttalam agus neam.
10. Ann sin a dubairt misi ris an ain-
giol do ċomráid riom, cáit a mbéruid
so an téphah.
11. Agus a dubairt seision riom, do
dhénam tiġe dhó a ttír Shinar; agus
daingneoċtar é, agus suiġeoċtar ann
sin ar a bunáit féin é.

## Caib. 6.

Agus diompoig mé, 7 do tóig
mé mo súile suas, 7 da-
mhairc mé, 7 féuċ, tangadar
ceiṫre carbuid amaċ ó idir
dá sliab, 7 do buḋ sléibte
práis na sléibte sin.
2. Ann sa ċéd carbad do bádar eiċ
dearga,

ḋearga, ⁊ aṅsa dara carbad eiċ ḋuba,
3. Agus aṅsa treas carbad eiċ bá-
na, agus aṅsa ċeaṫramaḋ carbad eiċ
riabaċa agus ḋonna.
4. Aṅsin do ḟreagair misi, ⁊ a duḃairt
mé ris an naingeal do ċomráiḋ riom,
creud iadso, a ṫiġearna?
5. Agus do ḟreagair an taingiol,
agus a duḃairt sé riom, is iadso ceiṫre
spioraid neiṁe, noċ ṫéid amach ó ses-
am a bfiaḋnaisi Ṫiġearna na talman
uile.
6. Ṫéid na-heiċ ḋuba atá aṅ amaċ
don tir ṫuáiġ, agus ṫéid na heiċ bá-
na amaċ na ndiáiġ, agus na heiċ ria-
baċa leiṫ ris an ttir ṫeas.
7. Agus do ċuadar na heiċ ḋonna
amaċ, agus do ṫagradar imṫeaċt, ion-
nus go siubolaidis sios agus suas ar
fad na talman: agus a duḃairt seisi-
on, éiriġsi as so, siubluiġ sios a-
gus suas ar fad na talman; marsin
do siubluiġeadar sios agus suas ar
fad na talman.
8. Aṅsin do ġlaoḋ sé orumsa, agus
do labair sé riom, ag ráḋ, féuċ an drong-
so ṫéid do ntaóib ṫuáiġ do ċiuniġea-
dar mo spiorad aṅsa tir ṫuáiġ.
9. Agus ṫáinic briaṫar an Ti-
ġearna ċugamsa, ag ráḋ.
10. Glac uataso don braiḋ, eadhon ó
Heldai, ó Ṫobiah, agus ó Iedaiah,
noċ ṫáinic ón Ḃabilóin, agus tánga-
sa an lá ceudnasin, agus éiriġ go tiġ
Iosiah mic Sepaniah.
11. Aṅsin glac airgiod agus ór,
agus déna coróine, agus cuir iad ar
ċeann Iosuah mic Iosedech an tárdsa-
gart.
12. Agus labair ris ag ráḋ, is mar-
so a deir Tiġearna na slóġ, ag ráḋ,
Cab. 3. 4. féuċ an duine dárab ainm an * ḂEAN-
GAN, agus fásfuiḋ sé suas as a
áit, agus cuirfe sé suas tempall
an Tiġearna:
13. Oir cuirfiḋ sé suas tempall
an Tiġearna, ⁊ iomċora sé an glóir,
⁊ suiḋfiḋ sé, ⁊ riaġlóċuiḋ ar a ċaṫaóir
ríoġa, ⁊ biáiḋ na sagart ar a ċaṫaoir
ríoġa, ⁊ biáiḋ comairle na síoṫċána e-
torra araon.
14. Agus béiḋ na coróine ag He-
lem, agus ag Tobiah, ⁊ ag Iedaiah,
⁊ ag Hen mac Sepaniah, mar ċuimne a
ttempall an Tiġearna.
15. Agus tiucfaid an drong atá
a bfad uáit, ⁊ cuirfiḋ suas a ttem-
pall an Tiġearna, ⁊ aiṫeontaói gur bé
Tiġearna na slóġ do ċuir misi ċugaiḃ: ⁊
tiucfa so a ccríċ, má umluiġtaói go
duṫraċtaċ do ġuṫ an Tiġearna bur
Ndia.

## CAIB. 7.

AGus tárla aṅsa cceaṫramaḋ
bliadain do ríġe Ḋáriuis
go ttáinic briaṫar an Ti-
ġearna go Sechariah aṅsa
ċeaṫramaḋ lá don naomaḋ mí, eadhon aṅ
Chisleu.
2. A nuáir do ċuireadar go tiġ Dé
Sereser, ⁊ Regem-meleċ, ⁊ a ndaóine
do ġuiḋe a laṫair an Tiġearna,
3. Agus do labairt ris na sagartaiḃ,
noċ do bí a ttiġ Ṫiġearna na slóġ,
⁊ ris na fáiġiḃ, ag ráḋ, nar ċóir dam-
sa gul do ḃéanaṁ aṅsa ċúigeaḋ mí, dom
ḋeluġaḋ féin, mar do riṅe mé an mórán
bliaḋansa?
4. Aṅ sin táinic briaṫar Ṫiġear-
na na slóġ ċugamsa, ag ráḋ,
5. Labair ré huile pobal na tíre, ⁊
ris na sagartaiḃ, ag ráḋ, a nuair do
* ṫroisgeabair, ⁊ do ċaóiḋeabair aṅsa ċúi- Isa. 58. 5.
geaḋ ⁊ aṅsa seaċtmaḋ [mí] eadhon ar fad na
seaċtmoġad bliaḋansin, a ndearnabair an-
troscadh ar mo sonsa?
6. Agus an tan do iṫeabair, ⁊ an tan
do ibeabair, naċ ar iṫeabair, ⁊ naċ ar ibeabair
ar bur son féin.
7. Naċ ar ċóir dib na briaṫra do éis-
deaċt, noċ do ġlaoḋ an Tiġearna ris na
ceudfáiġiḃ, an tan do bí Ierusalem ái-
treibṫe, ⁊ a sonus, ⁊ a caiṫreaċa na tim-
ċioll fa ccuáirt, a nuáir do áiṫreaba-
dar daóine aṅsa deisceart ⁊ aṅsa réi-
ṫeaċ?

 8. A-

8. Agus tháinic briathar an Tighear-
na go Sechariah, ag rádh,
9. Is marso labhrus Tighearna na
slógh, ag rádh, dénaigh breitheamhnus ceart,
7 foillsighidh trócaire 7 truaighe, gach
aon dá dhearbhrathair.
*Exod.22.21. Isai. 1. 23. Jer. 5. 28.
10. Agus ná brúighidh an * bain-
treabhtach nó an dilleachta, an coimhightheach
nó an bocht, agus ná smuainigheadh daoinigheach
agaibh olc ann bhur ccroidhe a naghaidh a
dhearbhrathar.
11. Acht do dhiultadar éisdeacht,
agus do thairngiodar a slineun [ón
ccuing], 7 do stopadar a ccluasa, ion-
dus nach ccluinfidis.
12. Do rinneadar fós a ccroidhthe mar
chloich adamant, deagla go ccluinfidis
an dligheadh, 7 na briathra do chuir Tighear-
na na slógh iona spioraid leis na fái-
ghib roimhe: uime sin tháinic fearg mhór ó
Thighearna na slógh.
13. Ar a nadhbharsin tháinic a ccrích
amhuil do fhuagair sé, 7 nar báill leó éis-
deacht; marsin do * éighiodarsan 7 níor
+ Sean.1.28. Isai. 1.15. Jer. 11.11. & 14. 2.
báill liomsa cluinsion, a deir Tighearna
na slógh.
14. Acht do scaipfidh mé iad le
gaoith ghuairdeáin a measg na nuile chi-
neadhach nar baithnid dóibh: marso do bhí
an tír áonránach na ndiaigh, ionnus nach
gabhadh duine ar biot thríthe, nó thar a ais:
óir dfágbhadar a ndúthaigh thaitneamhach
na fásach.

CAIB. 8.

Tháinic briathar Thighearna na
slógh chugamsa a rís, ag
rádh,
2. Is marso a deir Tighearna
+ Caib.2.14.
na slógh, do bhí mé * éudmhur fa Shion
maille re héud mór, agus do bhí éud o-
rum go dibhfeirgeach uimpe.
3. Is marso a deir an Tighearna, dfill
mé chum Sion, agus áitreochaidh mé a mea-
dhón Ierusalem, agus goirfighear catharach
na firinne do Ierusalem, 7 sliabh Thi-
ghearna na slógh don tsliabh naomhtha.

4. Is marso a deir Tighearna na slógh,
áitreabhthaidh fós seandaoine 7 mná aosda
a sráidibh Ierusalem, 7 a nuile dhuine
gun a bata iona láimh tre iomad laetheadh.
5. Agus biáidh sráide na caithre-
cha lán do bhuachaillibh, agus do chailinibh
ag súgradh iona sráidibh.
6. Is marso a deir Tighearna na
slógh, mas iongantach é a súilibh iarsma
an phobailsi annsa laethibhse, an mbia fós
iongantach ann mo shúilibhsi, a deir Tigh-
earna na slógh.
7. Is marso a deir Tighearna na
slógh, féuch tárrthocha mé mo dhaoine ón
ttír shoir agus ón ttír shiar.
8. Agus do bhéara mé liom iad, 7 ái-
treabhthaid siad a lár Ierusalem, 7 béid
na bpobal agumsa, agus biáidh misi am
Dhia acasan a bfírinne agus a cceart.
9. Is marso a deir Tighearna na slógh,
bidis bhur láma láidir, a dhrong do
chluin annsna laethibhsi na briathrasa le
béal na bfáidh, noch do bhí annsa ló ar shui-
gheadar bunáit tighe Thighearna na slógh,
chor go ccuirfidhe an teampal suas.
10. Óir roimhe na laethibhsi, ní raibh
tuarasdal ar biot * do dhuine, nó tu-
arasdal ar biathadh do bheathach, ní mó do
bhí síothchain ag an tí do rachadh amach nó
thigeadh a steach, do bhrígh an bhuaidhearta:
óir do chuir misi gach uile dhuine a naghaidh
a chomarsan.
11. Acht anois ní biáidh mé diarsma
na ndaoinesi do nós na laetheadh roimhe.
12. Óir biáidh an síol conáich, do
bhéara a fíneamhuin a toradh, agus do
bhéara an talamh a bhiseach, agus do bhéa-
raid na neamha a ndrúcht, agus do bhéara
mé ar iarsma an phobailsi iadso uile do
shealbhughadh.
13. Agus tiucfa a ccrích mar do
bhádhbhar bhur mallughadh a measg na ngein-
teadh, a thigh Iúdah, agus a thigh Israel;
marsin coimhéoechadh misi sibh, 7 béithi bhur
mbeannughadh: acht bidis bhur láma láidir.
14. Óir is marso a deir Tighearna
na slógh, mar do mheas mé bhur smachtu-
ghadh, an tan do bhrosduigheadar bhur naithre
mé chum feirge, a deir Tighearna na
slógh, agus nar baithreach liom é;
15. Mar-

15. Marsin fós a ris do ṁeas mé a n-aimsir na laéṫibsi a ḋéanaṁ go maiṫ do Ierusalem, agus do ṫiġ Iúdah: ná bioḋ eagla oraiḃ.

16. Issiad so na neiṫe do ḋéantaoi, * labraḋ gaċ áon aguiḃ a bfírinne re na ċomarsoin, déanaiḋ breiṫeamnus fírinne agus sioḋċána an bur ngeataiḃ.

*Ephes. 4. 25

17. Agus ná smuaineaḋ duine aguiḃ olc an bur ccroiḋṫiḃ a naġaiḋ a ċomarsan, agus ná gráḋuiġiḋ mionna bréige: oir is neiṫe iadso uile fuaṫuiġimsi, a deir an Tiġearna.

18. Agus ṫáinic briaṫar Ṫiġearna na slóġ ċugamsa, ag ráḋ.

19. Is marso a deir Tiġearna na slóġ, biáiḋ trosgaḋ an ċeaṫramaḋ mí, agus trosgaḋ an ċúigeaḋ, agus trosgaḋ an seaċtmaḋ, agus trosgaḋ an deaċmaḋ, [mi] na gáirdeaċus, ⁊ na lúaṫgháir agus na bféustaiḃ subaċa do ṫiġ Iúdah: ar a naḋḃarsin gráḋuiġiḋ fírinne agus síoṫċáin.

20. Is marso a deir Tiġearna na slóġ, biáiḋ fós aimsir go ttiucfa iomad daoine, agus áiṫreaḃṫaiġ mórán caiṫreaċ.

21. Agus raċaiḋ áiṫreaḃṫaiġ gaċ aon ċaiṫreaċ go ċéile, ag ráḋ, * déanam tráṫ do ġuiḋe a laṫair an Tiġearna, agus diarraiḋ Ṫiġearna na slóġ: raċaiḋ misi mar an ccéadna an sin.

*Isa. 2. 3. Mic. 4. 1. 2.

22. Ags fós tiucfaid mórán daoine, agus ciniḋeaċa láidre diarraiḋ Ṫiġearna na slóġ an Ierusalem, agus do ġuiḋe a bfiaḋnuisi an Tiġearna.

23. Is marso a deir Tiġearna na slóġ, an sna laeṫiḃ sin béaraiḋ deiċneabar fear greim as uile ṫeangaiḋ na ccineaḋaċ, eadhon béaraiḋ siád greim a sciorta an tí bias na Iúduiġe, ag ráḋ, raċamne leat; óir do ċualamar go bfuil Dia maille riḃ.

## CAIB. 9.

UALAĊ breiṫre an Tiġearna a ttír Hadrad agus buḋ é Damascus a suaimneas sin: a nuáir bias súile an duine mar biáiḋ súile uile ṫreaḃ Israel leat ris an Tiġearna.

2. Agus teóranfaiḋ Hamat mar an ccéadna láiṁ ris; Tirus agus Sidon; máta go bfuil ro* ċríonna.

*Ezech. 28. 3. &c.

3. Agus do rinne Tirus daingean láidir ḋi féin, agus do ċruaċ sí airgiod suas aṁuil luáiṫreaḋ, agus ór glan aṁuil láiḃ na sráideann.

4 Féuċ, teilgfiḋ an Tiġearna amaċ í, agus buailfiḋ sé a ccumaċt an sa bfairge, agus dóiġfiġear lé teine í.

5. Do ċífiḋ Ascelon é, agus biáiḋ eagla uirre; do ċífiḋ Gaza fós é, agus biaiḋ ro ḋubaċ, agus Ecron: óir náireoċṫar a dóċus, agus dioġbáiġfiḋ an Riġ ó Ghaza, agus ni biáiḋ Ascelon áiṫreabṫa.

6. Agus coiṁneoċuiḋ basdard an Asdod, agus geárrfa misi amaċ uabar na bPhilistineaċ.

7. Agus béara mé a fuil as a béul agus a gráineamlas ó idir a fiaclaiḃ: aċt an té mairfios, biáiḋ seision ar son ar Ndé-ne agus biáiḋ sé aṁuil uaċtarán an Iúdah, agus Ecron aṁuil Iebusiteaċ.

8. Agus suiḋfe mé a ttimċioll mo ṫiġe do ḃríġ na harmála, do ḃríġ an té fillios; agus ni ġabuiḋ luċt fárruiġṫe ar bioṫ tríoṫa ni is mó: óir a nois do ċonnarc mé lem súiliḃ.

9. * Ungáirdiġ go mór, a inġean Shion; gáir a inġean Ierusalem: feuċ, atá do Riġ ag teaċt ċugad: atá sé ceart, agus slánuġaḋ aige, go huirisiol ag marcuiġeaċt ar assal, agus ar bromaċ, searraċ assail

*Isai. 62. 11. Math. 21. 5. Eoin 12. 15.

10. Agus gearrfa mé an carbad ó Ephraim, agus an teaċ ó Ierusalem: agus gearrfuiġear amaċ boġa an caṫa,

ċaṫa, agus laiḃeoruiḋ se síoṫċáin
ris na geintiḃ, agus biaiḋ a ríoġaċt
† Psal. 72. 8. ó ṁuir * go muir, agus ó nabhuinn go
críoċuiḃ na talṁan.

11. Ar do sonsa fós, le fuil do
ċúnnarṫa do ċuir mé amaċ do ṗríosú-
† Esai. 51. 1. naiġ as an log ann nać bfuil uisce.

12. Filliḋse ċum an ċaisléin lá-
idir, siḃse a ṗríosúnaċa an dóċuis,
ġoon a niuġ foillsiġim go ndíolfa
mé dúbalta riḃ.

13. A nuáir do ċláon mé Iúdah
dam féin, do líon mé an boġa air
Ephraim, agus do ṫóig mé suas do
ṁic, a Shion, a naġaiḋ do ṁacsa a
Ghréag, agus do riñe mé ṫú amhuil
cloiḋeaṁ duine neartṁuir.

14. Agus do ċifiġear an Tiġearna
ós a cceionn, agus raċaiḋ a soiġeaḋ a-
maċ mar aiṫinne teineaḋ: agus séid-
fiḋ an Tiġearna Dia an stoc, agus
imeoċaiḋ le gáoṫaiḃ guáirdeasa an
tsúaisceirt.

15. Cuimdeoċaiḋ Tiġearna na slóg
iad, agus sluigfiḋ siad, agus clá-
óiḋfiḋ siad lé cloċaiḃ taoḃuill, agus
iobṫaiḋ, agus do ḋéanaiḋ gionac amhuil
tré fíon, agus béiḋ líonta mar sca-
luibh, agus mar choirnibh na hal-
tóra.

16. Agus tárrṫoċa an Tiġearna
a Ndia iad san ló sin amhuil tréad a
ṗobail; [óir béiḋ] mar ċloċaiḃ co-
róine, ar na ttógbáil súas mar bra-
tuiġ ós a dúṫaiġ.

17. Oir créd é méud a maiṫesa ⁊
créd é méud a sgéime? do ḋéana arbar
na daoine óga súgaċ, agus fíon núaḋ
na maiġdiona.

CAIB. 10.

Iarruiḋsi ós an Tiġearna fear-
ṫuinn a nam na fearṫaña dei-
ġionuiġ, mar sin do ḋéana
an Tiġearna néulla soill-
seaċ, ⁊ do ḃéara sé dóiḃ cioṫa fearṫaña,
féur do gaċ aon ann sa maċaire.

2. Oir do laḃradar na * híodail di- † Jer. 10. 8.
omaóineas, ⁊ do ċoncadar na fáistine Abac. 2. 18.
bréug, ⁊ diñsiodar aislingṫe neiṁ fíri-
neaċ; comfurtaċtuiġid siad go diomáoin:
uime sin dimṫiġeadar rompa amhuil tréud,
do badar buaiḋeartha do bríġ nać raiḃ
áoḃaire ar bioṫ [aca].

3. Do has daiġ m'fearga a naóḋuiġ
na náoḋaireaḋ, agus tug mé pionús do
na gabhraiḃ; óir do fiosruiġ Tiġearna na
slóg a tréud tiġ Iúdah, agus do
riñe sé iad mar eaċ maiseaċ san ccaṫ.

4. As amaċ táinic an coirnéul,
as amaċ táinic an tairnge, as amaċ
an boġa caṫa, as amaċ a nuile fear
sáruiġṫe a naóinfeaċt.

5. Agus béiḋ siad mar ḋaóiniḃ cu-
maċtaċa, noċ saltras síos [a naimde]
a lathaiġ na sráideann ann sa ċaṫ, agus
troidfiḋ siad do bríġ go bfuil an Ti-
ġearna maille riú, agus náireoċtar an
drong do ni marcuiġeaċt ós a ccionn.

6. Agus neartoċa misi tiġ Iúdah, ⁊
sáorfa mé tiġ Ióseph, agus do ḃéara
mé líom iad da suiḋiuḋ; óir atá tru-
aiġe agam dóiḃ, agus béiḋ amhuil naċ
ttéilgfinn uáim iad: óir is misi an
Tiġearna a Ndia, ⁊ éisdfiḋ mé iad.

7. Agus biaiḋ Ephraim amhuil duine
cumasaċ, agus gáirdeoċaiḋ a ccroiḋe
amhuil buḋ tré fíon; fós do ċifiḋ a
cclann é, agus béiḋ lúathgháireach,
agus gáirdeoċuidh a ccroidhe ann sa
Tiġearna.

8. Do ḋéana mé sméideaḋ orra, ⁊
cruinneoċa mé iad; óir do fúascail mé
iad: agus méideoċaiḋ mar do méaduiġ-
eadar.

9. Agus síolċuirfe mé iad a measc
an

an ṗobail, agus cuimneoċuid orum a
ttiorṫaib imċiana, agus mairfid gun a
ccloinn, agus fillfid a ris.
10. Do ḃéarfa mé a ris iad as
crić na hÉgipte, 7 cruinneoċa mé as
a Nassiria iad, agus do ḃéarfa mé
iad go fearann Gilead agus Lebanon, 7
ni ḃfuiġtear ionad dóib.
11. Agus raċa sé trid an bfairge
le haindeisi, agus buailfiḋ sé na tonna
annsa bfairge, agus tiormoċuid uile ai-
géin na srotann suas: agus béarṫar
uabar na Hassiria sios, agus raċaiḋ
an tslat rioga ó Négipt.
12. Agus neartóċa misi iad annsa
Tiġearna, agus siubóluid sios suas
ionna ainm, a deir an Tiġearna.

## CAIB. 11.



Oscuil do ḋoirsi, a Lebanon,
ċor go loisgfiḋ an teine do
ċedair.
2. Nualluiġ a ċrann giu-
muis, óir do ṫuit an cédar: do bríġ
gur creaċaḋ na cumasuiġ uile, nuál-
luiġ, a ḋairġebáran: óir ṫainic forraóis
na fineamna sios.
3. Guṫ nuallfartuiġ na náoḋaireaḋ;
óir do milleaḋ a nglóir: guṫ buile na
leoman óg, óir do milleaḋ uabar Iordan.
4. Is marso a deir an Tiġearna mo
Dhia, beaṫuiġ tréud a nármuiġ.
5. Noċ ar ṁarḃadar a sealbuiḋe
iad, agus ṡáoilid iad féin do beiṫ neim-
ċiontaċ: agus a deir an drong reacus
iad, go maḋ beannuiġṫe an Tiġearna: óir
atáim sáiḋbir; agus ni bi truáiġe
aga náoḋairib féin dóib.
6. Oir ni biáiḋ truáiġe agamsa ni
is mó dáitreabṫaċaib na tire, a deir an
Tiġearna: aċt féuċ, sgeaoḋuiġ mé na
daoine gaċ aon fa leiṫ a láiṁ a ċom-
arsan, agus a láiṁ a Riġ, 7 buailfid
siad an tir, 7 ni ṡaórfa mé as a láiṁ iad.
7. Agus beaṫoċa mé tréud a náir,
eadon sibsi a boċta an tréuda: agus
do ġab mé ċugam dá bata; do ġoir mé
sgeim daón diob, agus don dara [bata]
cuibreaċ, agus do beaṫuiġ mé an tréud.
8. Do ġearr mé mar an ccedna a-
maċ triúr áoḋaireaḋ a naoinmi, agus do
ġráin m'anam riú, agus dfuaṫuiġ a
nanamsan misi. * Jer. 15. 2.
9. Ann sin a dubairt mé, * ni beaṫoċa
mé sib; éugaḋ an ni éugas: an ni is
cóir a ġearraḋ amaċ, gearṫar amaċ é;
agus itidis an ċuid oile gaċ áon diob
feóil a ċéile.
10. Agus do ġlac misi mo bata, eadon
an sciaṁ, agus do ġearr mé ó ċeile é,
ċor go mbrisinn mo ċunnraḋ, noċ do riñe
mé ris an bpobal uile.
11. Agus do briseaḋ san ló sin é:
agus marsin do ṫuig boiċt an tréuda
do ḟeiṫ orumsa, gur bé sin briaṫar an
Tiġearna.
12. Agus a dubairt mé riu, maḋ áill
lib féin tugaiḋ damsa mo luáċ, agus † Math. 26.
mun buḋ áill léigiḋ ḋó: marsin do * 15.
ċoṁṫromadar ar son mo luáċa trio-
ċad [piosa] airgid.
13. Agus a dubairt an Tiġearna ri-
om, teilg ċum an ṗotadóra * é; luáċ
maiṫ do measaḋ damsa leó: agus do † Math. 27. 9
glaċ mé an triocad piosa airgid, agus
do ṫeilg mé ċum an ṗotadóra iad a
ttiġ an Tiġearna.
14. Annsin do ġearr mé o ċéile mo ba-
ta oile, eadon an cuibreaċ, ċor go mbrisinn
a ndearbráiṫreaċas idir Iúdah 7 Israel.
15. Agus a dubairt an Tiġearna ri-
om, glac ċugad fós instrument áoḋ-
aire amadánuiġ.
16. Oir féuċ, tóigfe misi áoḋaire
suas annsa tir, naċ bféuċfa air an luċt
atá gearrṫa amaċ, naċ mó iarrfas
sé an tóg, naċ leiġeasuiġ an ni bias
briste, naċ beaṫoċuiḋ an ni ṡeasann,
aċt iosuiġ sé feóil na mbeaṫaċ meiṫ, 7
réubfa sé a ccrúba na mbloḋuib. † Jer. 23.
17. A mairg dáoḋaire * a nioḋail fág- Ezech. 34. 2
bus an tréad: biáiḋ an cloiḋeam air a Eoin. 10. 12.
láiṁ, agus air a ṡuil deis: tiormoċuiḋ a
láṁ uile suas, agus dallfuiġṫear a ṡuil
ḋeas trid amaċ.

CAIB.

## CAIB. 12.

Ualach bhreithre an Tighearna do Israel, a deir an Tighearna, noch síneas na flaithis amach, agus suighios búnáit na talmhan, agus cumas spiorad an duine ann a stigh.

2. Féuch, do dhéana mé cupán meisge do Ierusalem don pobal uile timchioll fa ccuáirt, a nuáir béid siad ann sa campa aráon a naghaidh Iúdah, agus a naghaidh Ierusalem.

3. Agus ann sa ló sin do dhéana mé Ierusalem na cloich anuálaigh do na uile pobal: gearrfuighear na ccodchaibh gach a nuálaighionn iad féin leis, bíodh go ccruinneochaidis daóine na talmhan a ccionn a chéile na haghaidh.

4. Ann sa ló sin, a deir an Tighearna, buáilfidh mé a nuile each lé hanbfaine, agus a marcach lé buile, agus oisceolaidh mé mo shúile ar thigh Iúdah, agus buáilfe mé each gach aóin do na daóinibh lé daille.

5. Agus a déaruid uáchtaráin Iúdah iona ccroidhe, budh iad dúthchusaigh Ierusalem mo neartsa a Ttighearna na slógh a Ndia.

6. Ann sa ló sin do dhéana mé uachtaráin Iúdah cosmhuil re teallach na teineadh a measc an chonaidh, agus amhuil tóirsi teineadh a bpunann, agus loiscfidh na daóine uile timchioll fa ccuáirt ar an láimh dheis, agus ar an láimh chlé, agus áiteochthar Ierusalem a ris iona háit féin, eadhon ann Ierusalem.

7. Sáorfuidh an Tighearna fós lóistinigh Iúdah ar ttús, ionnus nach móradh glóir tighe Dháibhi, nó glóir áitreabhthach Ierusalem iad féin a naghaidh Iúdah.

8. Ann sa ló sin cumhdeochaidh an Tighearna áitreabhthaigh Ierusalem, agus biáidh an té bhias lag iona measc an lá sin mar Dháibhi, agus biáidh tigh Dháibhi mar Dhia, amhuil aingeal an Tighearna rompa.

9. Agus tiucfaidh a ccrich ann sa ló sin go ttriallfa misi a nuile chinedh a sgrios noch thig a naghaidh Ierusalem.

10. Agus dóirtfidh mé ar thigh Dháibhi agus ar áitreabhthachaibh Ierusalem spiorad na ngrás, agus na nedarguidheadh, agus * féuchfuid orumsa noch do tholladar, agus caóidfid ar a son, mar chaóidhios duine ar son a aoinmhic, 7 béid siad a ndoilghios ar a son amhuil mar bhíos duine a ndoilghios ar son a chéidgine. † Eoin 19.34. 37. Taisb. 1.7

11. Ann sa ló sin biáidh cuma mór ann Ierusalem, amhuil * cuma * Hadadrimmon a ngleann Mhegiddon. † Gniomh. 2. 37. 2Cron. 35.24

12. Agus caóidfid an tír, gach áon mhuintir ar leith, muintir tighe Dháibhi ar leith, agus a mná ar leith: muintir tighe Nátan ar leith, agus a mná ar leith:

13. Muintir tighe Lébi ar leith, agus a mná ar leith: muintir Shimei ar leith, agus a mná ar leith.

14. Na huile mhuintera dá maireann, gach áon mhuintir ar leith, agus a mná ar leith.

## CAIB. 13.

ANNsa ló sin oisceoltar tobar do thigh Dháibhi, agus dáitreabhthachaibh Ierusalem ar son peacaidh, agus ar son neimhghloine.

2. Agus tiucfuidh a ccrich ann sa ló sin, a deir Tighearna na slógh, go ngearrfa * mé anmanna na niodhal as an ttalamh, agus ni chuimhneochthar ni is mó iad, agus fós do bhéara mé ar na fáighibh, agus ar na spioradaibh neimhghlana imtheacht amach as an ttír. † Esech 30.13

3. Agus tiucfaidh a ccrich, an tan do dhéana duine ar bioth fáigheadóireacht, ann sin a déara a athair agus a mathair do ghin é ris, ni mhairfidh tú; óir labhra tú bré-

ga

ġa a nainm an Tiġerna: agus sáiṫfiḋ a aṫair agus a ṁaṫair do ġin é, ṫrid a nuair ṫairṫingirios sé.

4. Agus tiucfuiḋ a ccríċ an tan sin a ló sin, go mbiáiḋ náire ar na fáiġib gaċ uile duine aca tré na ḟís, an tan ṫairṫingirios sé: ní mó ċuirfid umpa culaiḋ ġarḃa do ḋéanam mealltóireaċta.

5. Aċt a déarna sé, ní fáiġ ar bioṫ misi, treabṫaiġṫeoir mé: óir do ṁúin duine dam áirnéis do ċoiṁéad as móige.

6. Agus a déarna ríu ríe, créd na cneaḋasa ann do lámuiḃ? ansin freigeora seision, na neiṫe lé ar loiteaḋ mé a ttiġ mo ċarad.

7. Múscail, a ċloiḋim, a naġaiḋ m'aoḋaire, agus anaġaiḋ an duine ar bé mo ċompánach, a deir Tiġerna na slóġ: * buail an taoḋaire, agus scánnruiġ na caóiriġ; agus fillfe mé mo lám ar na huanuiḃ beaga.

8. Agus tiucfaiḋ a ccríċ annsa talam uile, a deir an Tiġerna, go ngeárrfuiġer amaċ dá ċuid, agus go néugfuid, aċt fuigfiġear trian ann.

9. Agus do ḃéara mé an treas cuid ṫrid an tteine, agus aṫġlanfa mé iad, * mar aṫġlantar an tairgiod, agus derḃoċa mé iad mar ḋearḃṫar an tór: goirfid siad ar mainm, agus éistfiḋ mé riú: déara mé, is iadsan mo ṗobal; a déarfuid siadsan, isé an Tiġerna mo Ḋhia.

*Mat.26.31. Mar.14.27.*

*1 Pead.1.6,7.*

---

C A I B. 14.



Féuch, atá lá an Tiġerna ag teaċt, agus roinnfiġer h'édáil a stiġ ann do lár.

2. Oir cruinneoċa misi na huile ċineaḋaċa a naġaiḋ Ierusalem ċum caṫa, agus gébṫar an ċaṫair, agus sladfuiġer na tiġṫe, agus béid na mná éigniġṫe, agus raċaiḋ leaṫ na caiṫreaċ a mbroid, agus ní ġeárrfuiġer an ċuid oile don ṗobal ón ccaṫruiġ.

4. Annsin raċus an Tiġerna amaċ, agus troidfiḋ sé a naġaiḋ na ccineaḋaċso, amhuil do ṫroid sé a ló an ċaṫa.

4. Agus seasfuid a ċosa annsa ló sin ar sliab na nolaġeaḋ, noċ atá as coinne Ierusalem san noirṫear, agus scoiltfiḋ sliab na nolaġeaḋ iona lár don leaṫ ṡoir, agus don leaṫ ṡiar, na ġleann romór; ⁊ áṫroċuid leaṫ an tsléibe don taoib ó ṫuaiġ, agus a leaṫ oile don taoib ó ḋeas.

5. Agus teiṫfiḋ sibsi go gleann na sliab; óir roiṫeoċuid gleann na sliab go Hasal: a seaḋ fós, teiṫfiḋe amhuil mar do ṫeiṫeabhair roimhe an * ccrioṫ ttalman, a laeṫib Ussiah Riġ Iúdah: agus tiucfuiḋ an Tiġerna mo Ḋhia, agus na naóim uile leis. *Amos 1.1.*

6. Agus tiucfuiḋ a ccríċ annsa ló sin naċ biáiḋ an solus glan nó dorċa.

7. Aċt biáiḋ na * aon lá, a mbiaiḋ a ḟios ag an Tiġerna, naċ ló nó oiḋċe: aċt tiucfuiḋ a ccríċ tráṫnóna go mbia * solus. *Taisb.22.5.*

8. Agus biáiḋ annsa * ló sin go raċaid uisceaḋa beóḋa amaċ as Ierusalem: leaṫ ḋioḃ gus an bfairge ṡoir, agus leaṫ ḋioḃ gus an bfairge ṡiar: biáiḋ sé annsa tsamraḋ, agus annsa ngeimreaḋ. *Isa.60.19. Taisb.21.23. *Esech.4.7. Ioel 3.18. Taisb.22.1.

9. Agus biáiḋ an Tiġerna na Riġ ós an ttalam uile: annsa ló sin biaḋ aoin Tiġerna aṁáin, ⁊ buḋ áon a ainm.

10. Iompoċṫar an fearann uile amhuil réiteaċ ó Gheba go Rimmon, buḋ ḋeas ó Ierusalem: agus tóigfiġer súas í, ⁊ áiteoċṫar iona háit: ó ġeata Bheniamin go háit an ċéid ġeata go geata an ċoirnéil, agus ó ṫor Hananiel go fion-uar-bruiġṫe an Riġ.

11. Agus áitreoċuid daóine innte, ⁊ ní biáiḋ scrios ní sa mó ṫrid amaċ: aċt áiteoċṫar Ierusalem go soċair.

12. Agus buḋ í so an pláiġ le a mbuáilfiḋ an Tiġerna na daóine uile do ṫroid a naġaiḋ Ierusalem: cnaóiḋfiḋ a bfeóil ḋioḃ an feaḋ ṡeasfuid ar a ccosaib, agus leaġfuid a súile uaṫa iona bpollaib, agus cnaóiḋfighear a tteanga iona mbéul.

13. Agus tiucfa a ccrich an sa ló sin go mbiaidh buaidhreadh mór ón Ttighearna iona measc, agus glacfaidh gach aon díobh greim do láimh a chomharsan, agus éireochaidh a lámh suas a naghaidh a chomharsan.

14. Agus troidfidh Iudah fós ag Ierusalem, agus cruinneochtar uile mhaóin na ngeinteadh timcheall fa ccuáirt a ccionn a chéile, ór, agus airgiod, agus éadaighe a niomadamhlas mhóir.

15. Agus is marsin bias pláigh an eich, an mhuile, an chámhuill, agus an asail, agus na nuile beathach bias an sa lóistinibhse, mar an bpláighsi.

16. Agus tiucfa a ccrich go racaidh a nuile dhuine suas do fágbhadh do na cineadhachaibh tháinic a naghaidh Ierusalem, eadhon ó bhliadhuin go bliadhuin dadhradh an Righ, Tighearna na slógh, agus do choimhéad féusta na ttabernacul.

17. Agus is amhluidh bias, gidh bé nach ttiucfa marsin suas duile mhuintir na talmhan go Hierusalem dadhradh an Righ Tighearna na slógh, orrtha sin ní bhiaidh fearthuinn ar bioth.

18. Agus muna ndeachaidh muintir na Hégipte suas, agus nach ttiucfaidh, go nach bí [fearthuinn]: biaidh an phláigh ann sin, lé a mbuailfidh an Tighearna na geinte, nach ttáinic suas do choimhéad féusta na ttabernacul.

19. Budh é so pionús na Hégipte, agus pionús na nuile chineadhach, nach ttiucfa suas do choimhéad féusta na ttabernacul.

20. An sa ló sin biaidh ag srianaibh na neach, NAOMHTHACHT DON TIGHEARNA, agus béidh potadha tighe an Tighearna amhuil na scáladha ar coinne na haltóra.

21. Fós biaidh a nuile pota ann Ierusalem agus ann Iudah na náomhthacht do Thighearna na slógh: tiucfaidh a nuile dhrong iodbhras, agus glacfaidh díobh, agus bruithfid ionnta; an sa ló sin ní bhiaidh *Canaanitheach ní is mó a ttigh Thighearna na slógh. † Isai. 35. 8. Joel 3. 17. Taisb. 21. 27. & 22. 15.

# Malachi.

## CAIB. I.

Málaċ bréiṫre an Tiġearna do
Israel, tré Mhalachi.
2. Do ġráḋuiġ mé sib, a
deir an Tiġearna: giḋeaḋ a
dearṫaoi, cioḋ ionar ġrá-
ḋuiġ tú sin? naċ ar bé Esau dearbraṫair
Iácob? a deir an Tiġearna: giḋeaḋ
Rom. 9. 13. do * ġráḋuiġ misi Iácob,
3. Agus do ḟúaṫuiġ mé Esau, agus
dfág mé a sléibte, agus a oiġreaċt na
bfásaċ do ḋraġúnuiḃ a nfásaigh.
4. An tionad a nabar Edom, do boċ-
tuiġeaḋ sinn, aċt fillfiom agus cuir-
fiom na háite fáis suas: is marso
a deir Tiġearna na slóġ, cuirfid siad
súas, aċt teilgfiḋ misi sios;
agus goirfid siad díob, teórann na
hurċóide, agus na daóine a naġaiḋ
a bfuil díoġaltas an Tiġearna a
ccomnuiġe.
5. Agus do ċífid bur súile agus a
déarṫaoi; mórochtar an Tiġearna ó
ṫeórainn Israel.
6. Onóruiġ mac a aṫair, agus onó-
ruiġ searbiseaċ a ṁaiġistir: maiseaḋ más
aṫair misi, caiḋe monóir? agus más
maiġistir mé, caiḋe meagla? a deir
Tiġearna na slóġ ribsi, a saganta, ḋi-
measas mainm, agus a dearṫaoi, cred
ionar ḋisbeaġamairne hainm?
7. Iodbarṫaoi arán truaillighṫe ar
maltóir, agus a dearṫaoi, cred
ionar ṫrúailleamar tú? ann so go
nabarṫaoi, is tarcuisneaċ bórd an Tiġ-
hearna.
8. Agus má ofralṫaoi an ni dall
mar iodbart, a né naċ olc sin? agus
má offralṫaoi ni bacaċ no easlán, a né
naċ olc sin? ofrál a nois é dot uáċ-
tarán, an mbiáiḋ sé réiḋ riot, nó an
nglacfa sé do ṗearsa, a deir Tiġearna
na slóġ?
9. Anois iarruim dattċuinge oruib,
guiḋiḋ Día, ionnus go mbia sé grá-
samuil dúinn: is dá bur ttáoibsi ṫá-
inicso: an mbiáiḋ suim aige ann bur bpear-
sannuib, a deir Tiġearna na slógh.
10. Cia atá bur measc do ḋruidfeaḋ
na doirsi, agus naċ lastaoi teine ar
maltóirse gan aḋbar? ni bfuil taitneam
ar bioṫ agum ionnuib, a deir Tiġearna * Isai. 1. 11. Jer. 6. 20. Amos. 5. 21.
na slóġ, ni mó ġéabus * mé ofráil as
bur láiṁ.
11. Oir ó éirġe gréine eadhon go
dul sios an ccéadna biáiḋ mainm mór
a measc na ngeinteaḋ, agus ofrálfui-
ġear tuis dom ainm ann gaċ uile áit, ⁊
ofráil ḟíorġlan: óir buḋ mór mainm
a measc na ngeinteaḋ, a deir Tiġearna
na slóġ.
12. Aċt do rinnebarse truáillighṫe
é, a nait a nabarṫaoi; is truáillighṫe
bórd an Tiġearna agus a ṫoraḋ, eadhon
is tarcuisneaċ a biádh.
13. A dubrabar fós féuċ an sáoṫar,
agus do séideabar uáib é, a deir Tiġ-
earna na slógh: agus tugabar lib a
ni do bi réubtha agus an teaslán; mar-
so tugabar ofráil lib: an ngéabuinnsi
so as bur láṁuib? a deir an Tighearna.
14. Aċt go madh malluigh biás an
mealltóir, agá bfuil firionnach iona

ṫréud, agus móideas agus ioḋbraḋ
don Tighearna ni truáillighṫe: óir
is Rig mór misi, a deir Tighearna
na slóġ, agus is báoghlaċ mainm a
measc na ngeinteaḋ.

CAIB. 2.



Agus anois, a ṡhagarta, is
diḃsi atá a naiṫnese.

2. Muna néistighe, agus
muna ccurṫaói an bur ccroi-
ḋe é, do ṫabairt glóire dom ainmse, a
deir Tighearna na slóġ; cuirfe misi go
† Lebh. 26. 14. Deut. 28. 15. deiṁin * mallughaḋ orraiḃ, agus mail-
leoċa mé bur mbeannughaḋ: fós do mal-
laiġ mé ċeana iad, do bhrigh naċ ccur-
ṫaoi an bur ccroiḋe é.

3. Féuċ, truaillfiḋ mé bur siol,
agus leaṫnoċa mé aóileaċ ar bur naig-
ṫiḃ, eadhon aóileaċ bur bfeustaḋ sol-
lamonta, agus do béara sin leis siḃ
maille ris.

4. Agus aiṫeontaói gur ċuir misi
a naiṫnesi ċugaiḃ, ċor go mbiaṫ mo
ċunnraḋ le Lébi, a deir Tighearna na
slóġ.

5. Do bi mo ċunnraḋ ris an sáoġal
agus ar síoṫċain, agus tug mé dó iad
ar son na heagla lé raiḃ eagla aige rom-
am, agus do bi eagla air roime mainm.

6. Do bi dligheaḋ na firinne iona béul,
agus níor frit éiccceart iona ṗusinib: do
siubail sé liomsa a síoṫċain agus a
ceart, ⁊ dfill mórán leis ó ḟiccceart.

7. Oir do buḋ coir do ṗusinib an
tsagairt eólus do ċoiméad, agus do
buḋ coir dóibsion dligheaḋ diarraidh
ar a béul: óir isé sin teaċtaire Thigh-
earna na slógh.

8. Aċt do ċuabhairsi as a tslighe;
ṫugabhair ar mórán tuisleaḋ ann an ndlig-
eaḋ: do ḃriseabhair cunnraḋ Lébi, a deir
Tighearna na slógh.

9. Uime sin fós do riñe mé sibsi
tarcaisneaċ, agus dimeasta as coiñe a
ngaċ uile pobal, do réir mar nár ċoiméad-
abhair mo slighṫe, aċt go rababhair leaṫtra-
ñaċ ann sa dligeaḋ.

10. Naċ áonaṫair atá agaiñ uile? naċ
aóindia do ċruṫaigh siñ? cred fá
ndéanmaóid go fealltaċ, gaċ duine
a naġaiḋ a dhearbraṫar, ag truáill-
eaḋ cuñarta ar naiṫreaḋ.

11. Do riñe Iúdah go fealltaċ, ⁊
do riñeaḋ gráineamlaċt añ Israel, agus
añ Ierusalem: óir do ḋiomaóinig
Iúdah náomṫaċt an Tigearna, noċ do
gráḋuig sé, agus do pós sé ingen
dé ċoimṫigiḋ.

12. Geárrfa an Tighearna amaċ
an duine do ni so, an maighistir ⁊ an
scoláir amaċ as tabernaclaiḃ Iácob,
agus an té ṫairgios ofráil do Thighear-
na na slógh.

13. Agus do riñeabhair so a ris ag
folaċ altóra an Tighearna lé deóraiḃ,
lé gul, agus lé héighiom árd, ionnus
naċ bfuil suim aige añsa nofráil ni as
mó nó a glacaḋ lé toil maiṫ as bur
laimsi.

14. Thairis sin a deartaói, cred
uime? do bhrigh go raiḃ an Tighearna
dfiaḋnuisi eadrad agus bean hoige,
a naghaiḋ a ndearna tusa go miocoim-
ghiollaċ; gideaḋ is isi do ċompánaċ ⁊
bean do ċuñarta.

15. Agus naċ deárna seision áon?
gideaḋ do bi fuighioll don spioraḋ ai-
ge: agus cred uime áon? ar a niarr-
faḋ sé siolta náomṫa; uime sin tabhair
aire dot spioraid, agus ná déanaḋ
duine ar biot go fealltaċ a naġaiḋ
mná a óige.

16. Oir a deir an Tighearna Dia
Israel, gur fuáṫ leis cur ar siubal:
óir folaighiḋ aon foireigion lé na éa-
daċ, a deir Tighearna na slógh: uime
sin tugaiḋ aire dá bur spioraid, ionnus
naċ déantaói go miocoinghiollaċ.

17. Do choirgbair an Tighearna
bhur mbriaṫraibh: ṫairis sin a
deartaoi; ciodh lé ar chuireamar é?
an tan a deartaói, a nuile duine dá ndéin
olc, is maiṫ é a radarc an Tigearna, ⁊ do
bi duil aige ionnta; nó, cáiṫ a bfuil Dia
an breiṫeamhnuis?

CAIB. 3.

*Matth. 11. 10. Mar. 1. 2. Luc. 1. 76. & 7. 27.

FEuċ, * cuirfiḋ mé mo ṫeaċtaire, agus ullmeoċa sé an tsliġe romam, agus tiucfa an Tiġearna noċ iarrṫaói go hoban dá teampall: eadhon teaċtaire an ċunartha iona bfuil bur ndúilġeas, tiucfa sé, a deir Tiġearna na slóġ.

2. Aċt cia ḟéadas lá a ṫeaċta d'fulang: agus cia ṡeasfas an tan ṫaisbenfas sé é féin? óir is cosṁuil é re teine an ċeárda, agus re Sóp fir ġealta éadaiġ.

3. Agus suiġfiḋ sé amhuil ceárd, agus glantóir airgid, agus glanfa sé mic Lébi, agus sciúrfa sé iad amhuil ór agus airgiod, ċor go nofrálaid don Tiġearna offráil a bfírinntas.

4. Ansin biáid offrala Iúdah agus Ierusalem taitneaṁaċ aig an Tiġearna mar ansna láeṫib a nallód, agus amhuil ansna bliadhnaib roime.

5. Agus tiucfa mé láim rib ċum breiteaṁnuis, agus biáid mé am ḟiadhnuis luáit a naġaid na bpiseógaċ, 7 a naġaid na nadaltranaċ, agus a naġaid na néiteaċ, agus a naġaid mealltaċ na seirbiseaċ iona dtúarusdal, na baintreabtaiġe, agus an dílleaċta, 7 iompoiġios do leaṫ taoib an coiṁtiġeaċ, agus naċ eagluiġiodh romamsa, a deir Tiġearna na slóġ.

6. Oir is misi an Tiġearna, ni áṫruiġim: uimesin a maca Iácob, ni bfuiltise sgriosta.

Zach. 1. 3. 7. Eadon ó láeṫib bur naiṫreadh do imṫiġeabar óm órduiġṫibsi, agus níor ċumdaiġeabar iad; * filliḋsi ċugamsa, 7 fillfiḋ misi ċugaibsi, a deir Tiġearna na slóġ: aċt a dubrabairsi, cred iona bfillfiom?

8. An sladfa duine Dia? giḋeaḋ do sladabairsi misi; aċt a deartáoi, cred ionar sladamar túsa? a ndeaċṁadaib, agus a nofralaib.

9. Atáṫáoi malluiġṫe le mallaċt: óir do sladabar misi, eadhon an ciniḋ so uile.

10. Tugaiḋ an deaċṁad uile go tiġ a ionmhuis le mbi biáḋ ann mo tiġse, 7 dearbaiḋ a nois le so mé, a deir Tiġearna na slógh, muna noscla mé * fuinneóga neime dib, agus beannuġad do dórtughad ċugaib amaċ, ionnus naċ bia áit go lór. *Gen. 7. 11

11. Agus imaiṫbeoradh án milltheaċ ar bur sonsa, agus ni millfiḋ sé toradh bur ttalman, ni mó ṫeilgfeas bur bfíneamain a toradh roime a nam san maċṫa, a deir Tiġearna na slógh.

12. Agus goirfid na huile ċineaḋaċa beannuigh dib: óir béiṫi bur ttalam ṫaitneaṁaċ, a deir Tiġearna na slógh.

13. Do bádar bur mbriaṫra * borb am aġaidse, a deir an Tighearna: giḋeaḋ a deartáoise, cred do labramar ad aghaid? †Job. 21. 14.

14. A dubrabar, is ni díomaóin foġnam do Dhia: agus cred a ṫarba gur ċoiṁéadamar a órdugad, agus gur siubluigheamar go dóbrónaċ a laṫair Thighearna na slógh?

15. Agus a nois goirmid [neaċ] sona don núaibreaċ: aseaḋ, atá an luċt oibrighios urċóid ar na ccur súas; fós atá an luċt ċuirios caṫugad * ar Dhia, atáid * ċeana ar na saoradh. †Psal. 95. 9.

16. Ansin do labar an drong do imeagluiġ an Tighearna, gaċ áon diob re ċéile go minic, agus deisd an Tighearna, agus do ċúalaiḋ, agus do bi leabar cuimne sgriobṫa iona ḟiadhnuise, don muintir do imeagluiġ an Tighearna agus do smúain ar a ainm.

17. Agus buḋ liomsa iad, a deir Tighearna na slógh, ansa ló a ndéana mé mo ṡeada súas, agus coigeloiḋ mé iad mar ċoigleas duine a maċ féin noċ foġnas dó.

18. Ansin iompoċtáoi agus eidirdeiṫleoċtáoi idir an bfíréun agus an ciontaċ, idir an té foghnas do Dhia, 7 an té naċ bfoġnann dó.

CAIB.

## Caib. 4.


ir féuċ tiucfa an lá loisc-
fios aṁuil bacús, agus na
huaiḃriġ uile, fós a nuile
ḋuine do ni urċóid, béid na
cconlaċ, agus loiscfiḋ an lá ṫiucfas
iad súas, a deir Tiġearna na slóġ, ion-
dus naċ bfágfa fréuṁ, nó beangán díoḃ.

2. Aċt díbse ag a bfuil eagla manma-
sa, éireoċuiḋ grian * a nionraċuis *Luc.1.78.
maille ré leiġios iona sciaṫánuiḃ, a-
gus raċfuiḋ sé amaċ; agus fássfuiḋ
súas mar ġamnuiḃ an stalla.

3. Agus sailteoirṫaói síos na ci-
ontaiġ: óir béid na luáiṫreaḋ fáoi
boṁnaiḃ bur ccos, annsa ló a ndéanna mi-
si so, a deir Tiġearna na slóġ.

4. Cuiṁniġidsi dliġeaḋ Mhaóise mo
* seirḃiseaċ, noċ do aiṫin mé ḋó ann Hó- † Exod 20.3.
reb arson Israel uile maille re reaċ-
taiḃ, agus maille re breaṫaiḃ.

5. Féuċ, cuirfe mé * Eliah an fáiġ † Math.11.
ċugaiḃ, sul ṫiucfas lá mór baoġlaċ 14. Marc.9.
an Tiġearna. 11. Luc.1.17.

6. Agus iompoċa sé croiḋe na
naiṫreaḋ ċum na cloinne, agus croiḋe
na cloinne ċum a naiṫreaḋ, deagla go
ttiucfuinnsi, agus go mbuáilfinn an ta-
lam lé mallugaḋ.

FINIS.

# TIOMNA NUADH

AR

DTIGHEARNA

Agus ar

SLANUIGHEORA

# IOSA CRIOSD

Ar na ṫarruing go fírinneaċ as GREIGIS go Gaoiḋeilg.

RE

HUILLIAM O DOMHNUILL.



A LUNNDUIN,

Ar na ċur a gcló re Robert Ebheringtam, agus atá sé re na dhiol ag Beniamin Túc ag comarṫa na luinge a Relic ṫempull Phóil, 1681.

TO THE

# Christian People

OF

# IRELAND.

THE

# PREFACE.



HERE you have, *Dear Country-men*, the *New Testament* of our Blessed Lord and Saviour *Jesus Christ*, presented to you in your Country-Garment, translated into the *Irish* Tongue; and therein the most important, and, to well-disposed Minds, the most pleasant Reading that possibly can be offered to their view. For, if we consider the Author of this Sacred Book, he is the very Wisdom of God, his Divine Son *Jesus Christ*, and his holy Disciples, taught by himself, and by the Holy Ghost guiding their Pens: or if we look upon the Subject of it, which is the Knowledge of the Divine Mysteries, and of the Way leading to Everlasting Happiness, 'tis plain, nothing can be of greater necessity or importance. For, what can it avail a

Man to purchase all that the World can afford, if he should fall short of that Glorious Enjoyment? Wherefore if God hath commanded his People to read continually the Law, which he hath given them, and to meditate therein day and night; and if Societies aspiring to some peculiar Degree of Perfection, do believe they are obliged to read always the Rules they have taken to that end; we that are by God's
* 1 Cor. 1. 9. Mercy * *call'd unto the fellowship of his Son Jesus Christ our Lord*, shall not we think it our most necessary Duty to read and often to meditate in the Law he has left us as a Testament and Pledge of his Inheritance?

The unspeakable Pleasure and Profit of this Sacred Reading was well experienced and frequently attested by those godly Souls, who happily have exercised themselves in the Knowledge of the Word of God, as appears by divers of their Sayings: Them you may conceive speaking with the *Psalmist*, *How sweet are thy words unto my taste? yea, sweeter than honey to my mouth*, *Psal.* 119. 103. And St. *Clemens Martyr* saith, That * whatsoever may be desired for harmless Pleasure, or Profit, in prophane Books, the same may be found far more advantagiously in the Sacred Scripture; of which he makes himself a large and fair Induction, running upon the Contents of the several Books of the Holy Bible. And St. *Augustine* says, That *as the store of Gold, Silver, and Garments, which the* Israelites *brought out of* Ægypt, *was but mean in comparison of what they found afterwards in the Land of Promise, as may appear by the Wealth of* Solomon; *so any Purchase of Knowledge got in the Books of Heathens, is nothing being compared to the Science of the Holy Scriptures*, Lib. 2. de Doctr. Christ. cap. 41.

* *Clem. Rom. lib. 1. Constit. Apostolic. c. 7.*

And as this is true enough, speaking of Scripture in general; it is singularly evidenced in this Divine Volumn of the New Testament of our Lord and Saviour *Jesus Christ*: For,

1. If

1. If you are for the Pleaſure of Hiſtory relating ſtrange Adventures and wonderful Succeſſes, other Records may repreſent to you how one Man overcame another, killed a Wild Beaſt, and with a powerful Army deſtroyed ſome Ci-ty or Country : But here you ſhall find a Divine Man ſub-duing the World without Worldly Arms; the Sea, the Winds, and all the Elements, and even the very Devils obey-ing his Commands; nay, Death it ſelf, which trampleth upon all Humane Power, overcome by him, raiſing others and himſelf from the Dead, and by his own proper Power mounting over the Clouds and Skies, unto the higheſt Hea-ven. In the *Acts of the Apoſtles* you ſhall meet with the like Prodigies wrought by his Diſciples, illiterate ſimple Men, triumphing over the Science of the Sages of this World, Kingdoms and Nations obeying their Word. 2. If you de-ſire Moral Inſtructions for Ruling your Life, and ſteering its Courſe to Everlaſting Glory, you have in the Sermons and Precepts of our Saviour, ſpread over the Goſpel, and in the Epiſtles of his Bleſſed Apoſtles, the very Treaſure of Knowledge, and the moſt excellent Syſtem of Ethick and Theology that ever was ſeen in the World; all Vertues till then known to Men, there commended and exalted; and others more ſublime, never before practis'd in the World, taught by *Chriſt* and his Diſciples in their Precepts, and moſt powerfully by their Examples. St. *Chryſoſtom** gloſſing upon the admirable Meekneſs of *David* ſparing his inveterate Ene-my in the Cave of *Engeddi*, 1 *Sam.* 24. exhorteth all Men to print this Paſſage in their Hearts: *For, it is impoſſible* (ſaith he) *that a Mind converſant in ſuch kind of Hiſtories ſhould be overcome by Paſſions.* And is it poſſible then, that a Man reading in the Goſpel, and in the *Acts of the Apoſtles*, ſo ma-ny prodigious Examples of Humility, Meekneſs, and Pati-ence, practis'd by our Saviour and his Bleſſed Diſciples,

* *Hom.* 1. *de Davide & Saule.*

 ſhould

ſhould be overcome by Pride, Vanity, and Impatience? When he finds the Son of God chearfully bearing Affronts offered to him by baſe and vile Men; when he ſees the holy Apoſtles *rejoycing that they were counted worthy to ſuffer ſhame for the Name of Jeſus, Acts* 5. 41. ſhall he give the Rains to his Paſſion, or be ſtartled at every ſmall Injury received? 3. And laſtly, If you are for a ſublime extatick Contemplation of Heavenly Myſteries, you have in the Venerable Prophetick deepneſs of the *Apocalypſe* Sparkles of Divine Light, which in pious and humble Souls do work a profound Reſpect of God's Infinite Grandeur and Majeſty.

If any ſhould ſay, That this precious Treaſure ſhould be reſerved for the Learned in the Original or School-Languages, and not be expoſed to popular Eyes in the vulgar Tongues; whatever be the weight of this Conſideration, it has been over-ruled already by all Chriſtian Nations; *Italy, Spain, France, Germany, England*, and all other Kingdoms and Countries of the Chriſtian World, do enjoy the glorious Light of the Divine Scriptures in their Native Idioms. Th Learned Doctors in Divinity of the Univerſity of *Paris* have re-printed of late the *New Teſtament* in the *French* Tongue, following therein the Example of the Divines of *Lovain*, who had formerly ſet forth the whole *Bible* in the ſame Language: And in the Preface of their Edition they bemoan the ſad Effects of the common Neglect of reading the Holy Scripture in theſe later Times of Chriſtianity, far otherwiſe than it was in the more Holy Primitive Ages of it. All the Writings of the Holy and Learned Fathers of the Church, are repleniſhed with marks of their great reſpect to the Word of God, delivered to us in the *Sacred Bible*, earneſtly exhorting all Men to the Reading and Knowledge of it. The Goſpel (ſay they) is the Mouth of *Chriſt*; he ſits in Heaven, but ſpeaks continually upon Earth. How then dares

dares any Man call himſelf the *Servant of Chriſt*, who cares not to know what he ordains him to do? Or how can he obey his Command, if he ſlights to hear his Word? *The Precepts of the Goſpel* (ſays St. Cyprian) *are the Foundation of our Hope, and the Nouriſhment of our Hearts: It's in this Reading we find Light to guide us, Strength to encourage us, and Remedy to heal us.* This made *Cæſarius* Biſhop of *Arles* ſay, That thoſe very Men who are not able to read, cannot yet be excuſed from attaining to a competent Knowledge of the Soul-healing Doctrine of the Goſpel; for if even ſuch Men do find means to learn idle and lewd Songs and Romances, with more reaſon they ſhould apply themſelves to learn the Heavenly Doctrine of Scripture. And that they might the better do it, the aforeſaid Doctors of *Paris* and *Lovain*, and alſo other Pious and Learned Men in moſt Nations of *Chriſtendom*, have taken care to Tranſlate the Holy Scripture into the vulgar Languages of their Countries, that the Divine Doctrine of it may more eaſily come to the knowledge of all ſorts of Men. And that *Ireland*, ſometimes inferiour to no Nation in *Europe* for Piety and Learning, might not be deprived of the like Happineſs, ſome Worthy Patriots of that Country, out of a pious Zeal, have taken great Care and Pains to have the Holy Scripture publiſhed in the *Iriſh* Tongue. Such we find to have been *John Kearney*, ſometimes Treaſurer of St. *Patrick's* Church in *Dublin*; *Nicholas Walſh* Biſhop of *Oſſory*, *Nehemias Donellan*, and *William Daniel*, both Archbiſhops of *Tuame*, by the help of others skilful in that Language; the Province of *Connaught*, and Sir *William Uſher*, Clerk of the Council, bearing the Charge of the firſt Edition of the *New Teſtament* in *Iriſh*.

And now that Edition being worn out with Time, and very few Copies thereof to be found, God has raiſed up the

generous

generous Spirit of *Robert Boyle* Esq; Son to the Right Honourable *Richard* Earl of *Cork*, Lord High Treasurer of *Ireland*, renowned for his Piety and Learning, who hath caused the same Book of the *New Testament* to be Reprinted at his proper Cost; And as well for that purpose, as for Printing the *Old Testament*, and what other Pious Books shall be thought convenient to be published in the *Irish* Tongue, has caused a New Set of fair *Irish* Characters to be Cast in *London*, and an able Printer to be instructed in the way of Printing this Language. And having appointed Five hundred Copies of this New Edition to be bestow'd on such as shall be thought to make the best use of them, he has extended his Charitable Zeal towards the Printing the *Old Testament* in *Irish*, giving both the Use of his Characters for that purpose, and Fifty Pounds of his Money, for a Beginning to Subscriptions for the publishing of it. We cannot but hope that God will excite the Spirits of other Pious Men, to follow the Heroick Example of this Noble-man, in furthering this holy Work, for the Good and Comfort of many poor Souls, pitifully desolate and blinded, for want of the Heavenly Light of the Word of God to shine amongst them.

If any other should further say, That the Holy Scripture Translated into Vulgar Tongues should not be generally permitted to all Mens Reading, because some by the ill use and wrong understanding thereof have raised *Schisms* and many Disturbances in the Church; it may be answered, first, That this Argument proves too much, and consequently proves nothing at all; for if this were of any weight, Church-men and the more Learned should most of all be prohibited the reading of Scripture, because *Arius*, *Pelagius*, *Nestorius*, and other prime Heresiarchs, were Church-men, and of eminent Learning. Secondly, Because Children and Fools

Fools do cut their Fingers with Knives, and wicked Men kill others with Swords, at this rate we must conclude, That Knives and Swords must be prohibited to all Men. The Remedy therefore is, not to take away Knives or Swords, much less the Holy Scripture, but the Evil Use of them. To avoid this, and to find out the inestimable Treasure inclosed in the Sacred Scripture, let Piety, Humility, and Discretion to guide both, be your Companions in Reading it. Let your Piety appear in seeking sincerely the Will of God, and the Way to him, in that holy Reading. Let your Humility shine, in not relying too much upon your own Sense or Judgment in the Exposition of Scripture, where it is obscure; but praying to God, and seeking the Help of the most warrantable Teachers, for the right understanding of it: In the choice of which Teachers your Discretion is to be practised, relying more upon the most Ancient, the most Holy, and the most generally approv'd in the Church of *Christ*.

And if after using your best Endeavours to find out the right understanding of Scripture, some Places of it should still continue obscure to you, take from the humble and learned Doctor *St. Augustine* this excellent Lesson, for judging of those Sacred Books. *Where I understand them*, (says he) *not only nothing can be wiser, but also nothing seems to me better spoken: And where I do not understand them, their Eloquence is not so apparent to me; yet even then I doubt not but it is such, as where I understand them.* God were not Infinite, and consequently were not God, if to be comprehended by Humane Wit. If any of his Words seem to you not so agreeable to Reason, rest satisfied the fault lies in your weak Understanding; wait patiently; pray, and read again, and hope in God's Mercy that he will open your Eyes to a right understanding of his Word: and the oftner you read, the

*Lib. ult. de Doct. Christ. c. 6.*

more

more Light you ſhall daily receive. Mark what the ſame great Doctor, *St. Auguſtine*, declareth of his own Experience: *I do publickly avouch* (ſays he) *that ſuch is the depth of the Chriſtian Scriptures, that I would daily have more and more to learn in them, though from my Childhood to decrepit Old Age I ſhould with full Leiſure, moſt eager Study, and greater Wit, endeavour to learn them.* But the ſame holy and learned Doctor gives you this comfort, which is certainly true, That in what is plain of Scripture, you have all that is neceſſary for your Inſtruction both in Belief and Good Life. And the ſame is conſirmed by *St. Paul*, writing to *Timothy*, where he tells him, That *the holy Scriptures, which from a Child he had known, were able to make him wiſe unto ſalvation.* Whereof he giveth this Reaſon in the following Verſe; *All Scripture is given by inſpiration of God, and is profitable for doctrine, for reproof, for correction, for inſtruction in righteouſneſs; that the man of God may be perfect, throughly furniſhed unto all good works*, 2 *Tim.* 3. 15, 16, 17.

Ep. 3.

Now therefore this Holy Book being ſo uſeful, and of ſo great importance to all Chriſtians, 'tis the expectation of the Pious and Learned Men who have labour'd in publiſhing it, and their earneſt Requeſt, even for *Chriſt Jeſus* his ſake, That all good Chriſtians, capable to make uſe of it, will in their reſpective Stations reverently frequent the Reading of it, for the benefit of their own Souls, and of others about them, or under their Charge; and more eſpecially, that all godly Church-men, who have the Cure of Souls, may read or cauſe it to be read to their Congregations, whereto ſuch as underſtand the *Iriſh* Tongue do reſort, or upon this Encouragement may reſort more for the future; conſidering, that no Preaching is ſo effective to work upon Souls, as the very Word of God, *which* (as *St. Paul* ſays) *is quick and powerful, and ſharper than any two-edged ſword*, *Heb.* 4. 22. For the

the ſame Reaſon Pious Fathers of Families ſhould cauſe it to be read on fit Seaſons to their Houſhold, inuring them to a deſerved Love of this Sacred Reading, in lieu of Romances, and other idle or noiſom Divertiſements. Forreigners alſo, who deſigning to continue their Habitation in *Ireland*, will by the Rules of Prudence deſire to purchaſe a Knowledge in the Language, may attain it by reading this Book, comparing each Chapter and Verſe of it with another of the ſame Contents in their own Country-Language; for which purpoſe, ſome ſhort Rules have been already, and more ſhall be publiſhed, for the right pronouncing and reading of the *Iriſh* Tongue. Finally, Students in Schools and Univerſities who deſign to live by the Cure of Souls in *Ireland*, ſhall, upon a ſerious conſideration, find it their preciſe duty to procure ſuch Knowledge in the Language of the Natives, as may enable them to help and inſtruct the Souls committed to their Charge, and of which they are to give an Account to God: For, notwithſtanding all the wiſe Statutes and Endeavours uſed to bring this whole Nation to a Knowledge of the *Engliſh* Tongue, Experience ſhews, it could not be effected; too many being unable to give ſuch Teaching to their Children, or get it for themſelves. And it is apparent, that in *Ireland* there are many Pariſhes, Baronies, and whole Counties, in which the far greater number of the Common People do underſtand no other Language but *Iriſh*.

This being ſo, how can it be preſumed of any Godly Paſtor of Souls in ſuch Places, that he will not endeavour to procure the Spiritual Welfare of thoſe Men, by the Sweat of whoſe Brows he hath his Bread, enabling himſelf to Preach and Inſtruct them in the Language they can beſt underſtand; that being the way to get their Good-will, and thereby to gain their Souls to God? For, very true it is,

what *Aristotle* said; *Plurimas amicitias taciturnitas sola dissolvit: Want of Communication breedeth want of Love and Union.* And without gaining the Peoples Affection, the Pastor can but little benefit their Souls, or cure them of the most deplorable Blindness they are in, sitting a long time in Darkness and in the Shadow of Death, for want of setting before them the Heavenly Light of God's Word, which his loving Providence has given as *a Lamp to our Feet, Psal.* 119. 105. in this our Pilgrimage towards our desired Home of Heavenly Glory. And now we beseech the Lord and Giver of it, our dear Saviour *Jesus*, who has inspired the Thoughts of Publishing this Sacred Book for the Good of Souls, to be graciously pleased to grant all others concerned to make due Use of it, to the Glory of God, and to the Spiritual Welfare both of others and their own. *Amen.*

# AN REUMH-RADH CHUM POBUIL CRIOSDUIGHE NA HEIREANN.

Ag so agaibh, a ċáirde gráḋaċa agus a luċt éintire ionmhuin, Tiomna Nuaḋ ar dTighearna agus ar Slánuighṫeóra Iosa Criosd, ar na ṫoirbirt dóib a néudaċ bur dtíre féin, eadhon san teangaiḋ Ġaoiḋilge; mar a bfuil an léuġṫóireaċt is riaċtanaiġ, is tarbhaiġ, agus is taitneamhaiġh ré uile deighintin, dar féidir dfaġáil. Oir má féuċmaoid ar ughdar an leabhairse, sé féin eagna Dé, eadhon an mac síorruiḋe Iosa Criosd, maille ré na deisciobluibh beannuiġ noċ do ṫeagaisg sé féin agus an spiorad naomh ag dionuġaḋ a bpeann; nó má ḟéaċamaoid an ní ar a dtráċtar ann, eadhon eólus rúndiamhrach Dé, agus na sliġeaḋ beireas daoine don beaṫaiġ síorruiḋe, ní féidir ní is riaċtanuiġ ná sin dfaġáil: óir créd é an tairbhe do neoċ an saoġal mór do ġnoḋuġaḋ, má ċailleann sé an sólás glórmhar sa? Air a naḋbharsin má daithin Dia dá pobal san tseinreaċt an dliġeaḋ tug sé dóib do léuġaḋ do ġnáṫ, agus smuáineaḋ air do ló agus doiḋċe; agus má mheasaid Uird riagalta, noċ ṫairgeas teaċt go céim speisialta don trubailce, go bfuil dfiaċaibh orra na riaġlaċa do ġlacadar ċuige sin do léuġaḋ go gnáṫaċ; naċ measfaid sinne, * noċ do gairmeaḋ tré ṫrócaire Dé ċum cu-ḋasa a mic féin Iosa Criosd ar dTighearna, gur riaċtanaċ dúinn an dliġeaḋ dfág sé mar tiomna agus mar ġeall ar a oiġreaċt againn, do léuġaḋ agus do sgrúdaḋ go minic? * 1 Cor. 1. 9.

Bá fios do na daoinib diaḋa san tseanaimsir, noċ do ḟreagair iad féin a neólus bréiṫre Dé, créd é an tairbhe agus an sólás do geibṫear san léuġṫóireaċt naomhṫa, mar is follus as iomad dá mbriaṫraibh. A deiradis go minic risan tsailmċeadlaċ, Créd é milseaċt do briaṫar dom blas? Is millse iad ná mil dom bhéul, Psal. 119. v. 103. Agus a deir S. Clemens * Martyr, naċ féidir éinni diarraiġ ar son tarbhe ná sóláis neamhurċóidiġ a leabraiḃ ar biṫ saoġalta, naċ bfuil ar faġáil níos fearr go mór san sgrioptuir naomhṫa; agus taisbeanaiḋ sé so go follus ré mórán sompladh ṫaingeas sé as iomad dáiṫib san sgrioptuir. Agus a deir S. Augustin *, amhuil nar bfiú éinni an tór, an tairgeaḋ, agus an téudaċ tugadar claṅa Israel leó as a Négipt, a bfarradh a bfuaradar na diaiġ sin a dtír ṫairngire, mar is follus as saiḋbrios Sholaim; is mar sin ní fiú éinni eólus ar bit dá bfaġṫar a leabraiḃ na bpáganaċ, a bfarraḋ eagna an sgrioptuir naomhṫa.

* Clem. Rom. lib. 1. Constit. Apostolic. c. 7.

* Lib. 2. De Doctr. Christ. c. 41.

Agus mar atá so fírinneaċ go lór ré ráḋ ris an sgrioptuir go hiomlán, atá sé follus go speisialta san leabar naomhṫa Thiomna nuaiḋ ar dTighearna agus ar Slánuighṫeóra Iosa Criosd: Oir, 1. mas áill leat caiṫeam aimsire sóġe ṫráċtus ar neiṫib iongantaċa, do ġeaba tú a leabraiḃ eile cionnus do ċlaoiḋeadar daoine aroile, agus do marbadar beaṫaiġ állta, no do sgriosadar ré slúaġ mór caiṫir nó tír éigin: as ann so do ġeaba tú duine naomhṫa ag claoi an tsaoġail gan arm ar bit saoġalta; a nfairrge, na gaoṫa, an ċeatarḋúl uile, agus an diabal féin ag géilleaḋ dá bhreiṫir, agus ní hé sin amáin, as an bás mar an ccéadna, noċ do ní árbaċ ar gaċ

éinneaċ eile, ar na ċlói go hiongantaċ, an tan do ṫóig seisean daoine eile agus é féin ó marbuib, agus déirghe sé ré na ċumasuib féin ós cionn na néull agus na néult uile go ráinic sé go hárdḟlaitheas neiṁe. A Ngniomarthuib na Nesbal mar an ccéadna teigeómuid a leiṫid so do ṁiorbuilib ort, noċ do rinneadar a deisciobuil-sion, daoine simpliḋe gan ḟogluim, ag breiṫ buaiḋe ar eólus iomarcaċ daoineaḋ Eagnuiḋ an tsaoġailse, agus tiorṫa agus ríoġaċta ag géilleaḋ dá mbréiṫir. 2. Mas áill leat teagasg morálta ċum do beaṫa do riaġlugaḋ agus do stiuradh ċum na glóire síorruiḋe, atá agad ċuigesin a seanmóruib agus a naiṫeantuib ar slánuiġeóra sprēite ar feaḋ an tsoisgéil, agus a neipiosdluib a Absdall naomṫa, óirċisde fírinneaċ eóluis, agus an morálṫas agus an diadaċt is fearr dá bfacus a riaṁ sa tsaoġalsa. Atáid na subailcig bá fios don tsaoġal roime sin, ar na moladh go mór, agus subailcig eile is deasgnuiġ na iad, naċ raib ar usáid a riamh roime sa tsaoġal, ar na dteagusg ré ar slánuiġeóir agus ré na deisciobluib ann a naiṫeantuib, agus nios éifeaċtuiġ ná sin ann a somplaiḋib. S. Chrysostóm ag cur gluáis miniġe ar ċeannsaċt iongantuiġ Dháibhi ag léigean a námad aingiḋe as uámh Engeddi, 1 *Sam.* 24. brosduiġ sé a nuile duine ċum an ġniomarsa do sgriobadh ann a ccroiḋṫib. Oir ni féidir (ar sé) go ccloisfiġ ré hantoil ar biṫ a nintinn gnáitheas a leiṫid so do sdairib. Agus mar sin cionnus is féidir do neoċ a léigeas san tsoisgéul agus a Ngniomarthuib na Neasbal a noirridsin do somplaiḋib iongantaċa umlaċta, ceannsaċta, agus foiġiḋe, tug ar slánuiġeóir agus a deisciobuil naomṫa don tsaoġal, go ccloisfiġe ré huáill, ré diomdaoineas, nó ré miofoiġiḋ? An tan do ġeib sé Mac Dé ag iomċur go luaṫġáireaċ na tarcuisne tugadar batluig bosa agus láḃaruiġ dó; an tan do ċí sé na hEasbuil naomṫa *lán dulġáirdeas tré gur measaḋ gur fiú iad náire dfulang ar son anma Íosa; an léigfe seisean srian re na antoil, nó an nglacfuiḋ fearg é fá gaċ éugcóir dá lagad dá ndéuntar air? 3. Fa deóiġ, más áill leat sonduéur árd ar rúndiamruib Dé, atá agad a ndubairtean fáidheamuil an Taisbeanuig fuair Eóin driotlionna don tsoillse neamda, noċ oibriġeas a ccroiḋṫib diada umal urraim romór do mórdaċt dóiċrioċnuiġ Dé.

*Gniomhartha na Neasbal, c. 5. s. 41.*

Má deir éundune gur cóir an toirċisde mórluaiġse taisgiḋ ann sna prim-ṫeangtuib ann ar sgriobadar na fáiḋe agus na hEasbuil é, agus naċ iomċubaiḋ a ṫeilgean a measg an pobuil ainbfiosuiġ ann sna teangṫuib coitċionta; giḋ bé neart no éifeaċt atá san réusúnsa, tugadar formhór na criosduiġeasa breiṫeamnus na aġuiḋ; óir atá soillse glórmhar an scrioptuir naomṫa ag áitreabuiġ na hEadáille, na Spáinne, na Fraince, na Saxan, agus formór ríoġaċta agus tiorṫa na Criosduiġeaċta, a dteangṫuib coitċionta a dtíre féin. Do ċuireadar Doctúiruig foglumṫa Uinibersiti Pharis an Tiomna nuaḋ a ccló a natuġ a bhFraincis, ag leanmhuin ann so sompla Dhoctúiruig Lobáin, noċ do ċuir an Biobla go hiomlán amaċ tamull ó sin san teanguiḋ ċéudna; agus do rinneadh éugnaċ romór air an díoġbáil táinic as neamċúram léuġṫóireaċta an Scrioptuir naomṫa sa naimsir deiġeannuiġse, tair mar bhi sé a bpriomhaimsir na hEaglaise. Atáid leabair agus oibreaċa seanaṫar naomṫa na hEaglaise lán do ċomarṫuib na humla agus na hurrama do bhi aca do bréiṫir Dé san scrioptúir naomṫa, agus brosduiġid siad go díbeirgeaċ a nuile duine ċum a léuġaḋ agus a ṫuigsion. Sé an Soisgéul (air siad) béul Chriosd, atá sé na suiḋe air neaṁ, giḋeaḋ labra sé do ġnáṫ air talam. Air a naḋbarsin cionnus lamus éundune seirbhiseaċ Chriosd do ġairm de féin, an tan naċ bfuil cúram aige fá fios dfaġáil air na neiṫib órduiġeas seision dó a déunam? Nó cionnus as féidir leis umluġaḋ dhó, má bhionn neaṁċúram aige éisdeaċt ris? Siad aiṫeanta an Tsoisgéil (a deir S. Cyprian) fundaiméid ar ndóṫċuis, agus beaṫuġaḋ ar ccroiḋeadh. Is ann sa léuġṫóireaċta do ġeibmid solus ċum ar dtreóruiġe, neart ċum ar

ccongmáil

cconghmháil suas, agus leighes chum an slánuighe. Is uime so a dubhairt Casaubius Easbug Arelata, Nach féidir leithsgéul na ndaoineadh, fós dá nar fios ni a léughadh, do ghlacadh ar énchor fá gan eólus iomchubhaidh dfaghail a dteagasg anumslánuighe an tSoisgéil; óir má gheibhid a leithid so do dhaoinibh slighe air dhuanaibh díomhaoin agus ar sgéulaibh fabhuill do chur a meabhair, bá córa dhóibh na sin cúram do ghlacadh fá theagasg neamhdha an sgriobtuir dfoghluim. Agus chum go madh fosaide dhóibh so a dhéunamh, do ghlacadar na doctuiridh réumráite Phairis agus Lobháin, agus fós daoine diadha foghluma eile a bfórmhór na Criosduigheachta saothar an Scriobtúir naomhtha do tharruing go teangthaibh coitchionta a dtíre féin; ionnus go má fosaide do gheabhadh a mile sort daoineadh eólus ar an dteagusg diadhasa. Agus ionnus nach biadh easbaidh an tsoillsi chéadna sa ar Eirinn, noch do rug bárr roimhe so ar formhór na hEórpe a bfoghluim agus a ccrábhadh, do ghlacadar daoine diadha foghluma dar dtír saothar agus cúram mór fán sgriobtuir do chur a ngoidheilg. Ba hiad so Seán ó Cearnuidh, Tresinéir Thempaill Pádruig a mbaile Atha Cliath, agus Nicolás Bhailis Easbug Osruidhe, maille re Fearganainm ó Domhnallán agus Uilliam ó Domhnuill, Ardeaspog Thuama, tre chungnamh mórán eile eólgach san teangaidh Ghoidhilge, noch do tharruing an tiomna nuadh as Gréigis go Goidhelig, agus do chuir a cclo é air chosdus chóige Chonnacht agus Shior Uilliaim Uiséir Chléirigh na Comhairle.

Agus a nois ar mbeith do na leabhruibhse caithte ris a naimsir, agus gan ach beagán dhiobh ar fagháil, do thóig Dia suas spiorad úasal an duine Onóruig ROBERT BOYLE mac Iarla Corcuidh, duine ro oirrdheirc tre na chrábhadh agus tre na fhoghluim, noch tug fá deara an leabhar céadnasa na Tiomna nuaidhe do chur a ccló a ríst ar a chosdus féin. Agus tuilleadh so, agus chum na Seintiomna fós do chur a cló, maille re gach leabhar eile measfuidhtear iomchubhaidh ar a chur amach san teangaidh Ghoidhilge, do chuir sé cló ná litreacha nuadh dá ndearnadh a Lunduin, agus clódóir ealadhna dá theagasg chum na teangthasa do chur a ccló. Agus tar éis chuid ccéud leabhar dhiobhsa do thiodhlacadh ar ar dtír, chum a dtabhartha do gach duine measfuidhear is feirrde do dhéunas úsáid diobh, do chuaidh a chartannas thairis sin chum na Seintiomna fós do chur ar aghaidh, agus tug sé tuilleadh so ni he amháin a litreacha, ach fós deich bpunta agus dá fichead airgid chum na hoibre do thosughadh. Agus is dóig lin go ndúisgeochaidh Dia spiorad daoineadh diadha eile chum an tsompla úasailse do leanmhuin, ag cur na hoibre naomhthasa ar aghaidh, chum tairbhe agus chum sóláis mórain dar dtír, noch atá a naimbfios agus a ndaille móir tre nach dealruighthear soillse neamhdha bréithre Dé na measg.

Dá nabradh éinneach eile, nar chóir fulang do gach éndhuine go geinearalta an Scriobtuir do léughadh ar na tharruing go teangaidh coitchionta, do bhrígh tre dhrochúsáid agus tre mhiothuigse na mbriathar go ndearnadar daoine siosma agus mórán trioblóide sa neaglais: ris so is féidir a rádh a céudúair, go ttarlaigheann a narguimintse a niomarcuidh, agus mar sin nach ttarlaigheann sé einni mar is ceart: óir dá mbiadh éifeacht ar bith ann, budh córa go mór toirmeasg do chur ar na daoinibh Eaglaise agus ar na Doctúiribh is foghluma inte fán Scriobtuir do léughadh; air a nadhbhar go raibh Arius, Pelagius, Nestorius, agus áirdeirici eile san tsean aimsir na Neagluise agus na ndaoine foghluma. An dara huair, do bhrígh go ndearnaid leanbha agus amadáin a méir le sgeanaibh, agus go marbhaid drochdhaoine ar oile le cloidhmhte, ni maith an chiall a rádh, gur chóir sgeana agus cloidhmhte do thoirmeasg do mhile duine. Air a nadhbharsin, sé is leigheas ar so, ni headh sgeana agus cloidhmhte do thoirmeasg, agus níos luga ná sin go mór an sgriobtuir naomhtha, as an drochúsáid do nid daoine dhiobh. Chuige so, agus chum a nóirchisde dhoimeasda atá a bfolach san sgriobtuir dfaghail amach, biodh crábhadh, umhlas, agus discréid mar chompánachaibh

agad.

agad agá léuġaḋ. Taisbéin do ċrábaḋ ag iarruiḋ tola Dé go dúthraċtaċ, agus na sliġeaḋ ċuige san léuġtóireaċt nómhta sin. Taisbéin humlas tré gan sesaḋ air do ċéill ná air do bhreitheamhnus féin a miniuġaḋ an sgriopturtha sa náit a bhfuil sé dorċa, aċ Dia do ġuiḋe, agus cungnam iarruiḋ air na hoidiḋib is foglumṫa is féidir faġáil; agus ċum iad so do toga go hiomcubaid, is riaċtanaċ ort dísgréid, ag sesam do ġnáth air na Doċtuiriḃ is seine, is nómhta, agus is iomráitiġ ré foglum a nEglais Chriosd.

Agus tair éis do diċill dúthraċta do ḋéunam air ċéill an sgriopturtha dfaġáil amaċ, má tegmann go bhfuil éinni fós dorċa ort, glac comairle an Doċtúir uasail foglumṫa S. Augustin ċum breitheamhnuis do tabairt air na leabhruiḃ nemhdasa: A náit a dtuigim iad, (air sé*) ni hé amháin naċ féidir éinni beith mios egnuiḋe, aċ fós smúinim naċ féidir éinni a ráḋ nios fíru: Agus a náit naċ dtuigim iad, ni bhfuil a ndeglabairt compolluis agus sin dam, gidheaḋ sa náit sin féin ni bhfuil cuntabairt agam, nó go bhfuil siad do réir mar atáid sa náit a dtuigim iad. Ni bhiaḋ Dia doiċriochnuiġ, agus mar sin nior Dhia é, dá maḋ éidir a ġlacaḋ go hiomlán ré tuigse daonna. Má citear ortsa go bhfuil éunċuid dá briathruiḃ a naguiḋ réusúin, bi dearbhṫa gur ab air do tuigse aimbfainn féin atá an los; fuiliġ ré foighid, guiḋ agus léigh a rís, agus bíoḋ dóċas agad a dtrócaire Dé go bfoisgeóla sé do sule ċum a bhréithre do tuigsion, agus ni bhfuil dá mionca léigfes tú, nach móide an solus do ġebas tú gaċ éunlá. Tabair aire ris an ni a deir an Doċtúir céadna dá taoḃ féin san ccás so: Dearbhuighim (ar sé*) go puiblighe, go bhfuilid na sgriopturthaigh Chriosduighe comḋubaigeanaċ agus sin, go bfuighinn nios mó agus nios mó ré foghlum ionnta gaċ lói, a ccás go mbeinn ó beiṫ am leanam go hois ársaigh nó go deireḋ mo beatha, ag ḋéunam mo diċill maille rém dóċain aimsire, ré sindéur roighéur, agus ré bárr intleaċta, dá bfoghlum. Aċ do beir an Doċtúir nómhtasa mar sólás ort, an ni atá firinneaċ gan amarus, go bhfuil ar faġáil agad ann sna háitiḃ atá solléir san sgriopturtha, gaċ ni is riaċtanaċ ċum do teagaisg a ccreideam agus a ndeighbheathaigh. Agus dearbhuigh Pól an ni céadna, ag sgriobhaḋ go Timoteus, mar a nabair sé ris, gur bféidir ris na sgriopturthaigh nómhta, noċ bá heól dó ó bhi sé na leanab, a ḋéunam egnuiḋe ċum slánuighe: Agus do beir sé réusún ris so, ag ráḋ gan fuireaċ; gur ab ó spioraḋ Dé táinic an sgriopturtha uile, agus go bhfuil sé tarbhaċ ċum teagaisg, ċum sreagarta, ċum ceartuighe, ċum foirceduil na firéuntaċta: ionnus go mbiaḋ óglaċ Dé diongmalta, agus ullmuighe go hiomlán ċum na huile deaghoibre.

* Lib. ult. de Doctr. Christ. c. 6.

S. Aug. Ep. 3.

Air a nadbharsin, ó tá an leabhar nómhtasa comtarbhaċ agus coimriaċtanaċ agus sin do uile Chriosduighe, atá dóig ag na daoinib diaḋa foglumṫa do ġlac saothar a ċur amaċ, agus sirid siad mar atċuinge ar son Iosa Criosd, ar a uile duine rér féidir úsáid do ḋéunam de, léuġtóireaċt an leabhairse do ġnáthuġaḋ, réir na sḋaide a mbiáid, ċum tarbhe a nanmann féin agus daoineḋ eile na dtimċioll no fúi na ccúram: Agus go speisialta go léigfeḋ na heaglaisig, ar a bhfuil cúram anmann, nó go ccuirfidis dá léuġaḋ é dá bpobal, mar a ccuirfidis daoine tuigse goidelag, no mar a ccuirfeocaid siad tres an meisnighse ni sa mó na diaigh so; ag tabhairt dá uidhe naċ bhfuil seanmóir ar biṫ is éifeaċtaiġ ná briaṫar Dé féin, noċ atá (mar a deir *Pól) beoḋa brioġmhar, agus nios géire ná cloiḋeam dá faobhar. Agus ar a nadbhar ccéadna is cóir dfearuiḃ tiġe an leabharsa do ċur dá léuġaḋ a nam iomċubaid dá ccloinn agus dá muintir, ċum tabhairt orra taitneam do beiṫ aca ar an léuġtóireaċt nómhtasa a náit sgéul fábuill agus caiṫeam aimsire eile diomḋaoin nó dioghbalach. Iarraimid fós, rér mian coimuiġe ḋéunam a nEirinn, mar is riaċtanaċ dóib eólus dfaġáil sa nGoidheilg, is féidir leó a foglum tré léuġaḋ an leabhairse

* Eabhr. 4. 12.

ag

ag faġáil céille gaċ a fearsa san ċaibidil ċéadna don Bhiobla a dteangaidh a dtíre féin. Agus ċuige so do ċuireadh amaċ ceana riaġlaċa beaga aitġearr, agus ċuirfiġear ní sa mó amaċ na diaiġ so, ċum na Goidilge do ċanamhuin agus do léuġadh go ceart. Fá deóiġ, tuigfiġ an tós óg atá ag sorḋéunaḋ a sgolaib agus a Nuniversitib, ler mian cúram anman do ġlacadh orra féin, go bfuil dfiaċaib orra a mhuinntirsin deólus dfaġáil a dteangaidh na tíre, agus béurfas cumas dóib cungnamh agus teagasg do ṫabairt don pobal do ċuirfeadh cúram orra, agus ar son a ccaitfid cuntus do ṫabairt a laṫair Dé. Oir daimḋeóin gaċ dliġe agus gaċ diṫċill dá ndearnadh cum tabairt ar na Heireannaċaib Béurla dfoġluim, ċímid nar bféidir a déunamh, ar mbeiṫ do ṁórán gan cumas aca ar a leiṫidsin dfoghluim ṫabairt dá ccloinn, ná faġáil dóib féin. Agus is follus go bfuil a Néirinn a niomad porráisdeadh, baruntasa, agus Cundaeaċa, mar naċ dtuigid an ċuid is mó don pobal ċoitċionta teanga ar biṫ eile aċ Goidealag.

Agus ó tá an ċúis mar sin, cionnus is féidir a mheas go mbiadh cóiṁġe ar biṫ anman, agá bfuil cráḃadh no coinnsias, neimċúramaċ ar sláinte na muintire sfoṫruiġeas arán do ré hallus a ngruadh, gan a diṫċioll do déunam ar a beiṫ ábulta ar seanmóir agus ar ṫeagasg do ṫabairt dóib san teangaidh is fearr a ṫuigid siad; do briġ gur ab é so an tsliġe ċum a ndeaġtola dfaġáil, agus leis sin a nanmanna do ġnodhuġadh do Dhia. Oir is roifiriṅeaċ an ni a deir Aristotuil, *Plurimas amicitias taciturnitas sola dissolvit*: Do beir easbuiḋ coimbearrsáide easbuiḋ gráda agus muinntearḋais eidir dhóinib. Agus gan gean agus taitneamh an pobail dfaġáil, ni féidir ris a cóiṁġe tarbhe déunamh dá nanmannaib, ná a leiġeas ón daille bois an a bfuilid na suide ré aimsir micián a ndorċadus agus a sgáile an báis, tré nar taisbeanadh dhóibh solus neamhḋa briaṫre Dé, noċ tug a mórghrádh dúinn mar * lóċran dar ccosuib sa muilitreas boisse an a bfuilmid ag triall go glóir neimhe. Agus a nois guidhemid tighearna na glóire re an slanuigheóir Iosa Criosd, noċ do ċuir a nintinn deaghdhaoineadh an leabar nómtasa do ċur amaċ, ċum tarbhe mórain, fá ṫabairt ar gaċ cóndhuine re a mbeanann sé, úsáid mhaiṫ do déunamh de ċum glóire Dé, agus ċum a sláinte spioradalta féin agus dhaoineadh eile. Amén. *Psal. 119. 105.

# Leabhair agus Caibidealacha na Tiomna Nuaidhe

# AN SOISGEUL DO REIR MHATHA.

## CAIB. I.

*Lúc. 3. 23. Eabar * ġeinealuiġ Iósa Criosd ṁic Dáibi, ṁic Abraham.

*Gein. 21. 3. Do ġein * Abraham Isaac. Agus do ġein *Isaac Iácob. Agus do ġein * Iácob Iúdas agus a ḋearbráiṫre.
*Gein. 25. 26.

*Gein. 29. 35. 3. Agus do ġhein * Iúdas Pháres 7 Sára ó Thámar. Agus do ġein * Pháres Esrom. Agus do ġhein Esrom Aram.
*Gein. 38. 27.

*1 Crôin. 2. 5. Rút. 4. 18. 4. Agus do ġein Aram Aminadab. Agus do ġein Aminadab Náasson. Agus do ġein Náasson Salmon.

5. Agus do ġein Salmon Boos ó Racab. Agus do ġein Boos Obed ó Rút. Agus do ġein Obed Iesse.

*1 Sam. 16. 1. & 17. 12. 6. Agus do ġein * Iesse Dáibi an Ri. Agus do ġein * Dáibi an Ri Solomon ón mnaoi do bi ag Urias.

*2 Sam. 12. 24. 7. Agus do ġein * Solomon Robóam. Agus do ġein Robóam Abia. Agus do ġein Abia Asa.
*1 Crôin. 3. 10.

8. Agus do ġein Asa Iósaṗat. Agus do ġein Iósaṗat Ióram. Agus do ġein Ióram Ozias.

9. Agus do ġein Ozias Ióatam. Agus do ġein Ióatam Aċas. Agus do ġein Aċas Ezeċias.

*2 Riogh. 20. 21. & 1 Crôin. 3. 13. 10. Agus do ġein * Ezeċias Manasses. Agus do ġein Manasses Amon. Agus do ġein Amon Iosias.

11. Agus do ġein Iosias Ieċonias agus a ḋearbráiṫre ag bruid na Babilóne.

1 Crôin. 3. 16, 17. 12. Agus tar éis bruide na Babilóne do ġein * Ieċonias Salatiel, 7 do ġein Salatiel Sorobabel.

13. Agus do ġein Sorobabel Abiúd. Agus do ġein Abiúd Eliácim. Agus do ġein Eliácim Asor.

14. Agus do ġein Asor Sádoc. Agus do ġein Sádoc Acim. Agus do ġein Acim Eliúd.

15. Agus do ġein Eliúd Eleasar. Agus do ġein Eleasar Mátan. Agus do ġein Mátan Iácob.

16. Agus do ġein Iácob Iósep fear Mhuire ar ar ġeineaḋ Iósa, dá ngoirtear Criosd.

17. Uime sin a nuile ġeinealaċ ó Abraham go Dáibi is ceiṫre ġeinealuiġ déag iad: agus ó Dháibi go bruid na Babilóne ceiṫre gluine déag: agus o bruid na Babilóne go Criosd, ceiṫre gluine déag.

18. Agus is mar so do bi * ġeineamuin Iósa Criosd, óir tar éis daingin do ṫabairt eidir a maṫair Muire 7 Iosép, ni is tósga na tangadar a ngar dá ċeile fríoṫ torraċ i ón Spiorad naoṁ. *Lúc. 1. 27.

19. Ar ar mbeiṫ do Iósep a fear na ḋuine coṁṫrum, agus nar baill leis isiompláir do ḋénam ḋi, bá mian ris a cur úaḋa ós íseall.

20. Agus ag smuaineaḋ na neiṫise ḋó, féuc, do foillsiġ aingeal an Tiġearna é féin ḋó a naisliṅ, ag ráḋ, a Iósep ṁic Dáibi na bioḋ egla ort do ḃen féin Muire do ġabáil ċuġad, óir an ni atá ar na ġeineaṁuin inte, is ón Spiorad naoṁ é.

21. Agus béaruiḋ si mac, * agus do béaruiḋ tú Iósa dainm air, óir sláineoċaiḋ sé a pubal féin ó na bpeacuiġib. *Lúc. 1. 31.

22. Agus do rinneaḋ so uile do ċum go gcoiṁlíonfuiġṫe an ni a dubairt an Tiġearna tré san bfáiḋ, ag ráḋ.

23. Tabair doḋ ġe, biaiḋ maiġdean torraċ 7 béaruiḋ si mac, 7 do béaruiḋ tú Emmanúel dainm air (is ionann sin ré ráḋa, ar na miniuġaḋ, 7 Dia maille rinn.) Isa. 7. 14.

24. Agus ar músgladh do Ióseph as a ċodladh, do riñe sé mar do aiṫin aingeal an Tiġerna ḋe, agus do ġab sé ċuige a ben.

25. Agus níor aiṫin sé í no go rug sí á céudṁac, agus tug sé Iósa dainm air.

## CAIB. 2.

1. Agus an tan do rugadh * Iósa a mbetleem tíre Iúdaiġe a laiṫib Iorúaiṫ an rí, féuċ, tangadar Draoiṫe ó náird soir go Hiarusalem. * Lúc. 2.6.

2. Ag rádh, ga háit iona bfuil an Rí úd na Niúduiġeḋ atá ar na breiṫ? óir do ċuñcamairne a réalt san aird soir, ⁊ tangamar dá onórugadh.

3. Ar an tráṫ do ċualáidh an rí Iorúaiṫ sin, bí sé ar na búaidreḋ, agus Iárusalem uile maille ris.

4. Agus ar gcruiñiuġadh úasarán na sagart uile dó, agus sgriobuiḋeġ an ṗobail, do ḟiafruiġ sé ḋíob, cia a nait añ a mbéurṫaoi Críosd.

5. Agus a dubradarsan ris, a Mbeitleem tíre Iúdaiġe, óir is mar so atá sé sgriobṫa ag an bfáiġ:

6. * Agus tusa a Bheitleem talaṁ Iúda, ní tú is luġa eidir ḋúibcioib Iúda: óir is asad tiocfas an orbce sorreócus mo ṗobal Israel. * Mic. 5.2.

7. Agus añ sin do ġoir Iorúaiṫ na draoiṫe ós ísеal ċuige, agus do ḟiafruiġ sé ḋíob go roiġér cia a naimsir ionar foillsiġeadh an réilt.

8. Agus agá gcur go Beitleem ḋó, a dubairt sé, imṫiġe agus iarruiġ an naoiḋe go diṫċiollaċ, agus tar eis a faġala ḋóib, iñisiġ ḋamsa é, do ċum go raċaiñsi féin, agus go dtiobruiñ onóir ḋó.

9. Agus ar gcluinsin an ríoġ ḋóib, do imṫiġedar: ⁊ féuċ, an réilt do ċuñcadair sa náird soir, do ċuáidh sé rompa no go dtáinic sé agus gur ċomnuiġ sé ós cioñ a nionaid añ a raib an naoiḋenán.

10. Agus ar bfaicsin na réilte ḋóib, do ġab gáirdeċus romór iad.

11. Agus ar ndul a steċ don tiġ fúaradar a naoiḋe a bfoċair a ṁaṫar Muire: agus agá léigean air a nglúinib ḋóib, do onóruiġedar é, agus ar noslaḋ a gcisdeġ, tugadar tioḋluicṫe ḋó, ór, agus túis, agus mirr.

12. Agus ar bfaġáil teguisg ó Dhia a naisling gan casadh diońsuiġe Iorúaiṫ, do filledar a sliġe eile dá dtír féin.

13. Agus ar nimṫeċt air a nais ḋóib, féaċ do toibreadh aingeal an Tiġearna a mbrionglóid do Ióseph, ag rádh, eiriġ agus gab a naoiḋenán ⁊ a ṁaṫair ċugad, agus teiṫ do Néigipt: agus bí añ sin no go labrad mise riot, óir iarrfuidh Iorúaiṫ an naoiḋe do ċum a ṁillte.

14. Agus ar néirġe ḋósan do ġab sé an naoiḋe ċuige agus a ṁaṫair añ sa noiḋċe, ⁊ do imṫiġ sé do Néigipt.

15. Agus do bí se añ sin go bás Iorúaiṫ: do ċum go gcoiṁlionfuiġṫe an ní a dubairt an Tiġerna leis an bfáiġ, a deir, * do ġoir mé mo ṁac féin as a Néiġipt. * Hos. 11.1.

16. Añ sin an tan do ċuñairc Iorúaiṫ go ndernadar na draoiṫe foróṁad fáoi, do las sé lé feirg: ⁊ ar gcur [lus diċenta] úadh, do ṁarb sé a raib do léanbaib fír a Mbetleem, agus añ a tóraṅaib uile ó ḋís a dá mbliaḋan nó fáoi, do réir na haimsire dfoġluim sé go diṫċiollaċ ó na draoiṫib.

17. Is añsin do coiṁlíonadh an ní a dubairt Ieremias an fáiġ, a deir,

18. * Do ċlos guṫ a Rama, cáoi, ⁊ gul, ⁊ úallfurtaċ romór, Raċel a cáoineḋ a cloiñe, ⁊ níor báil lé sólás do glacaḋ, tré naċ rabadar [na mbeṫaiḋ.]. * Jerem. 31.15.

19. Agus an tan fúair Iorúaiṫ bás, féuċ, do toibreadh aingeall an Tiġerna a mbrionglóid do Ióseph sa Néiġipt,

20. Ag rádh, eiriġ gab ċugad an

lenab

leanab 7 a ṁaṫair, 7 imṫiġ go talaṁ
Iosrael, óir fuaradar an dream do
bí ag iarraiḋ anma an leinib, bás.
21. Agus do eiriġ seisean, 7 do
gab sé an leanab 7 a ṁaṫair ċuige, 7
táinic sé go talaṁ Iosrael.
22. Agus an tan do ċualaiḋ sé
Archeláus do ḃeiṫ na rí a ttír Iudaiġe
a nionad Iorúaiṫ a aṫar, do ḃí eagla
air dul inte: as ċeana ar ḃfaġáil te-
gaisg ó Dhia dó a mbrionglóid, do iom-
póiḋ sé go crioċaiḃ na Galilé.
23. Agus an tan táinic sé ann sin,
do ċoṁnaiġ sé sa gcaṫair dá ngoirṫear
Nasaret, do ċum go gcoṁlíonfuiḋṫe
an ni a dubraḋ ris na Fáiḋiḃ, go
ngoirfiġe Nasaroa de.

## CAIB. 3.

1. Agus ann sna laitib sin do *Mar.1.4. Lu.3.2.
bí *Eóin baisde ag dénaṁ
seanmóra a bfásaċ tíre
Iudaiġe,
2. Agus ag ráḋ: dénuiḋ aiṫriġe,
óir do ḋruid rioġaċt Dé riḃ.
3. Oir a sé so an té úd air ar la-
ḃair Isaias fáiḋ, ag ráḋ, * guṫ an *Isa.40.3. Mar.1.3.
té éiġeas air an bfásaċ, ullmuiġiḋ
slíġe an tiġearna, dénaiḋ a ċasáin di-
reaċ.
4. Agus a sí culaiġ to bí uime
Eóin; édaċ do ruaiḋneaċ cámall, agus
crios leaṫair a ttimċeall a leasraiġ, 7
a sé do buḋ biaḋ dó, lócuiste 7 mil
fiáin.
5. Do ċuaiḋ Ierusalém a maċ ċui-
ge an tansoin, agus Iudéa uile, agus
lucht na tálṁan atá a ttimċeall Iordán
uile:
6. Agus do gabadar baisdeaḋ uaḋa
ann Iordán ag adṁáil a bpeacaḋ.
7. Agus an tan do ċunnairc sé mó-
rán do na Phairisineaċaiḃ agus do na
Saduiseaċaiḃ ag teaċt do ċum a baisdiġ
féin, a dubairt sé riu, * a síol na Caib.12. 34.
naiṫreaċ neiṁe cia do foillsiġ ḋaoiḃ
teiṫeaḋ ón feirg atá ag teaċt?
8. Ar a nadhbarsoin tabruiġ to-
raḋ bus ioṁċubaiḋ do naiṫriġe.
9. Agus na smúainiḋ a ráḋ ionnaiḃ
féin, * atá Abraham na aṫair aguinn: *Eóin.8. 39.
óir a deirim riḃ, gurab éidir le Dia
clann do ḋénaṁ Dabraham do na clo-
ċuiḃsi.
10. Agus a nois atá an túaġ ar
na cur do ċum fréime na gcrann: * air *Caib.7. 19.
a nadḃarsoin gaċ ḃe crann naċ ioṁ-
ċrann toraḋ maiṫ, gearrṫar é, agus
teilgṫear san teine é.
11. * Go deiṁin baisdim-si sib le *Mar.1.8.
huisge do ċum aiṫriġe: as ċeana an Lúc.3.16.
té tig am diaigh is láidire é ná mé, Eóin.1.26.
agus ni fiu mi-si a ḃróga diomċur:
baisdfe seisean leis an spiorad na-
oṁ agus le teiniġ sib:
12. Atá bfuil a ċriaṫar ann a láiṁ,
7 glanfuiḋ sé urlár a búailte: agus
cruinneoċuiḋ sé a ċruiṫneaċt a naiṫ tai-
sgidhe, 7 loisgfiḋ sé an ċáiḋ le tei-
niġ naċ eidir do ṁúċaḋ.
13. Táinic Iósa an tansoin ón Marc.1.9.
Ngalilé go Iordán do ċum Eóin, ionnas Lúc.3.21.
go mbaisdfeaḋ sé é.
14. As ċeana do toirmeisg Eóin
go gér é, ag ráḋ, atá a riaċdanus o-
ramsa tusa dom baisdeaḋ, 7 an bfuil
tusa ag teaċt ċugamsa?
15. Agus do freagair Iósa é, 7
a dubairt sé ris, léig dó a nois: óir
is mar so is ioṁċubaiḋ dúinn gaċ uile
ċeart do ċoiṁlíonaḋ: do fuluing sé dhó
an tansoin.
16. Agus ar mbeiṫ ar na baisdeaḋ
dIósa, do ċúaiḋ sé air ball súas as
a nuisge: agus féuċ do hosgladh
neaṁ dó, agus do ċunnaic sé spiorad
Dé ag tuirrling a gcosaṁlas coluim,
agus ag teaċt air sion.
17. Agus féuċ guṫ ó neaṁ, ag
ráḋ, ag so mo ṁac gráḋaċ sa, dá
bfuil mo ṁórṫoil.

## CAIB. 4.


Ann sin do * treoruiġ an *Marc.1.
spiorad Iósa gus an bfá- 12. Lúc.
saċ, do ċum go gcuirfeaḋ an 4. 1.
diabal caṫuġaḋ air.

2. Agus an tan do ṫroisg sé dá ficiot lá agus dá ficiot oiḋċe, do ġab ocras é na ḋiaiġ sin.

3. Agus ar dteaċt do náoḋbhrseoir ċuige, a dubhairt sé, mas tusa mac Dé, aitin do na cloċaibh-si beiṫ na narán.

*Deut. 8.3. 4. As do ḟreagair seision, agus a dubhairt, atá sé sgriobhṫa, * ni le haran a máin mairfes duine, acht le gaċ uile breiṫir dá dtig ó beul Dé.

5. Rug an Diabal leis é an tansoin don ċaṫraiġ náomṫa, agus do ċuir sé ar beinn an tempuill é.

*Psal. 91. 11. 6. Agus a dubhairt sé ris, mas tú mac Dé, teilg tú féin síos: óir atá sé sgriobhṫa, * go ttiobhraid sé aiṫne dá ainglibh ad ṫimċell, agus toigeobhaid siád tú ann a lámaibh do ċum naċ buailfeá do ċhos fá ċloiċ.

*Deut. 6. 16. 7. A dubhairt Iósa ris, atá sé sgriobhṫa mar an gcedna, * ni ċuirfiḋ tú caṫuġaḋ ar an tighearna do Ḋhia féin.

8. Rug an Diabal a ris é do ċum sléibhe roáird, agus do ṫaisbein sé dó ríoġaċta an domain uile, agus a nglóir.

9. Agus a dubhairt sé ris, do ḃéarad mise iád so uile ḋuit, má sléuċfan tú dam dom onóruġaḋ.

*Deut. 6. 13. & 10. 20. 10. A dubhairt Iósa ris ansoin, imiġ romad a ċaṫuiġṫeoir: * óir atá sgriobhṫa, onórfaiḋ tú an tigearna do Ḋhiá féin, agus as dó na áonar do ḋéuna tú seirbhís.

11. Do ḟágaibh an diabal é an tansoin: 7 féuċ, tangadar na haingil, agus do riṅedar friotolam dó.

*Marc. 1. 14. Lúc. 4. 14. Eoin. 4. 43. 12. * Agus an tan do ċualaiḋ Iósa gur cuireaḋ Eóin a láim, do imṫiġ sé don Ghalilé.

13. Agus ar bfágbháil Nasarét, ṫainic sé do ḋéanam coṁnuiġe go Capernnáum, do bhí ċois na fairge a leiṫimeal Shabulon agus Neiptailim.

14. Do ċum go gcoimlionfaiḋe an ni a dubhairt Esaias fáig, noċ a deir,

*Isai. 9.1. 15. * Talam Sabulon, agus talam Neptalim, slige na fairge, ar an dtáoḃ ṫall do Iórdan, Galilé na gcineaḋaċ:

16. An pubal do bhí na suiḋe a ndorċacas, do ċuṅaic sé soillse mór, agus atá solus ar neirġe do na dáoine atá na suiḋe a gcriċ agus a sgáile an báis.

17. * O sin a mac do ṫionsgain Iósa seanmóir do ḋéanam, ag ráḋ, déanaiḋ aiṫriġe, óir do ḋruid an ríoġacht neamḋa ribh. *Marc. 1. 14.

18. * Agus ag siobal Dhiósa re táoḃ fairge na Gaililé, do ċuṅaic sé dias derbraṫar, Simon da ngoirṫear Peadar, agus Andrias a derbraṫair, ag teilgen lin san bfairge (óir dob iasgaire iád.) *Marc. 1. 16.

19. Agus a deir sé riu, leanaiḋ misi, agus do ḋéana mé iasgaire ar dáoinibh ḋibh.

20. Agus ar bfagbháil a liontaḋ ar ball dóibh, do leanadar eisean.

21. Agus ar nimṫeaċt as sin dó, do ċuṅaic sé dias eile derbraṫar Seúmas mac Sebedé, agus Eóin a derbráṫair, a mbáḋ a bfoċair Shebedé a naṫar, ag cóiruġaḋ a liontaḋ: agus do ġoir sé iád.

22. Agus ar bfagbháil an báid 7 a naṫar féin dóibhsin, do leanadar é.

23. Agus do ġab Iósa a dtimċeall na Galilé uile ag teagasg ann a Sionagógaibh agus ag seanmóir soisgéil na ríoġaċta, agus ag slánuġaḋ gaċ tinnis 7 gaċ easlainte a measg an pubail.

24. Agus do ċuaiḋ a ċlú feaḋ na Siria uile: agus tugadar ċuige gaċ áon dá raibh eslán, agus ar na gceangailte le galraiḃ 7 le piántaibh éugsamla, agus agá mbídis deamain ionnta, agus do bhiodh tinn le goin na Ré, agus lus pailirise, agus do slánuiġ sé iád.

25. Agus do lean cuideaċta mór é, ón Ghalilé, agus ó Dhecapólis, agus ó Iarusalem, agus ó Iudea, agus ó na crióċaibh atá don táoḃ ṫall do Iórdán.

caib.

## caib. 5.


Gus an tan do ċunnairc Ío-
sa an sluaġ, do ċuáiḋ
sé suás air sliaḃ: agus
ar suiḋe ḋó, tangadar
a ḋeisgiobuil ċuige.
2. Agus ar nosglaḋ a ḃéil ḋó, do
ṫeagaisg sé iád, ag ráḋ:
* Lúc.6.20 3. * Is beannuiġṫe na boiċt a sbioraid,
óir is leó rioġaċt neime.
4. Is beannuiġṫe na daóine do ni do-
brón: oir do ġeba siád sólás.
* Psalm. 5. * Is beannuiġṫe na daóine ceannsai-
37.11. ġe: óir biaiḋ oiġreaċt na talman aca.
6. Is beannuiġṫe an dream air a bfuil
* Isai. 65. ocras agus tart na córa: * óir sái-
13. seoċtar iád.
7. Is beannuiġṫe na daóine trócai-
reaċa: oir do ġeba siád trócaire.
* Psalm. 8. * Is beannuiġṫe na daóine atá glan
24.4. na gcroiḋe: oir do ċifid siád Dia.
9. Is beannuiġṫe lucht na siotċána do
ḋénam: óir goirfiḋtear clann Dé ḋiob.
* 1 Phea- 10. * Is beannuiġṫe an dream fuilngeas
dair 3.14. doċar ar son na córa: óir is léo
rioġaċt neime.
11, Is beannuiġṫe beiṫi an tan im-
ḋeargfuid daóine sibh, agus ḋibeorruid
* 1 Phea- sibh, agus a ḋéarruid gach uile * droċ-
dair 4.14. ḟocal ribh go bréugach, ar mo sonsa.
12. Bíoḋ gairdeaċas agus luáṫġáir
orruibh, óir is mór bhur lúaiḋeaċt ar neam:
óir is mar sin do ġéarleanadar na faiḋe
ṫáinic romaibh.
13. Is sibsi salann na talman:
* Marc. 9. * giḋeaḋ dá mbé an salann gan blas,
50. Lúc. creud lé a saillfiḋṫear é? ni bfuil
14.34. féidm air ó sin suás, aċt a ṫeilgean a
maċ, agus a saltairt fá ċosaibh dáoine.
14. Is sibsi solus an domain: ni
héidir caṫair atá ar na suiḋiuġadh
ar sliaḃ d'folaċ.
* Marc. 4. 15. Agus ni lasaid dáoine * coinne-
21. Lúc. 8. al do ċum go gcuirfiḋis fa béul bu-
16. & 11. séil i, aċt a gcoinnléoir agus do niṫ si
33. solas dá a mbionn a sdiġ.
* 1 Phea- 16. Go maḋ mar sin ḋealroċus bhur
dair 2,12. soillse a bfiaḋnuise na ndáoine, * a
gcruṫ go bfaicfid siád bhur ndeaġoib-
riġṫe, agus go dtiobruid glóir dá
bhar naṫair atá ar neamh.
17. Na measaidh go dtáinic misi do
sgáoileaḋ an dliġiḋ nó na bfáiġeadh:
ni dá sgáoileaḋ ṫáinic mé, aċt dá gcoim-
lionaḋ,
18. Oir a deirim ribh go firinneach,
* no go ndeaċaidh neamh agus talamh * Lúc. 16.
ṫort, ni raċaidh én ióta na áonpunc 17.
don dliġeadh ṫort, nó go gcoimlion-
tar gach én ni.
19. * Ar a nadhbharsoin giodh bé * Selm. 2.
neaċ bhrisfeas áonaiṫne do na haiṫean- 10.
taibh roibeaga so, agus ṫeagaisgfeas
na dáoine mar sin, goirfiḋtear dhe
an duine is luġa a rioġaċt neime: aċt
giodh bé neaċ dhéanas ⁊ ṫeagaisgfeas
[iád], goirfiḋtear duine mór dhe
a rioġaċt neime.
20. Oir a deirim ribh, muna sáruiġ-
ġiḋ bhur bfireantaċtsa fireantaċt na
sgriobuiġeaḋ agus na bpairisineaċ, naċ
raċḋáoi a steaċ sa bflaiṫeas neam-
ḋa go brát.
21. Do ċúalabhair go ndubhraḋ ris
na seinnsearaibh, * na deúna dúnmar- * Exod. 20.
baḋ, agus giḋ bé do ḋéanas dúnmarbaḋ 30. Deut. 5.
biáiḋ sé cionntaċ ó breiṫeamnas. 17.
22. Aċt a deirimsi ribh, gach neaċ do
ni fearg re na ḋearbraṫair gan aḋbhar,
buḋ cionntaċ don breiṫeamnus é: agus
giodh bé neaċ a déaruid ré na ḋear-
bráṫair Raca, buḋ cionntaċ do breiṫ na
comairle é: ⁊ giodh bé a déaruid a ama-
dain, buḋ cionntaċ é do ṫeiniġ ifeirn.
23. Uime sin ma ṫugann tú do ṫa-
bhartus do ċum na haltóra, agus go
gcuimneoċaiḋ tú ann sin go bfuil ni ar
biṫ ag do ḋearbraṫair ad haġaiḋ.
24. Fágaibh do ṫabhartus ann sin a
bfiaḋnuise na haltóra, agus imṫiġ, ⁊
ar tús réiḋiġ red ḋearbraṫair, agus
tar éis sin ar dteaċt duit tabhair uáit
do ṫiodhlacaḋ.
25. * Réiḋiġ go lúaṫ red eas- * Lúc. 12.
caruid, an feaḋ biás tú na ḟoċair sa 58.
tsliġe: deagla go dtiobraḋ teasg-
cara don breiṫeamh tú, agus go dtiobh-
raḋ an breiṫeamh tú don máor, agus

go dteilgfidhthi a bpriosún tú.

26. A deirim riot go firinneach, nach racaidh tú as sin a mach, nó go nioca tú an feóirling deigeanach.

* Exod.20. 14.
27. Do ċualabhair go ndubhradh ris na seinnsearaibh, * ni ḋéna tú adhaltrannas.

28. As a deirimsi ribh, gidh bé neach ḟéuchas ar mhnaoi chum a santaighthe, go ndearna sé adhaltrannas lé cheana ann a ċroidhe.

* Caib. 18. 8. Marc.9.47.
29. * Ar a nadhbharsoin mas ciontach do ṡúil dheas le hoilbhéim dfaghail ort, bean asad í, ⁊ teilg uait í: óir is fearr duit aonball dod ballaibh do dhul a mugha, na do ċorp uile do teilgean go hifearn.

30. Agus má bheir do lámh dheas sganndail duit, gearr dhíot í, agus teilg uait í. Oir is fearr duit aonball dod ballaibh do dhul a mugha, na do ċorp uile teilgean go hifearn.

* Deut.24. 1. Lúc.16.18. 1 Cor.7.10.
31. Agus a dubhradh, * gidh bé leigfeas a bhean pósda, tabhradh sé leitir dhealuighthe dhi.

32. As ċeana a deirimsi ribh, gidh bé neach léigfeas a bhean pósda féin (ach amháin ar son adhaltranais) go dtugann sé uirre adhaltrannas do ḋéunamh, agus an té do ḃéaradh an bheansoin do leigeadh, do ní sé adhaltrannas.

* Exod.20. 7. Levit. 19. 12. Deut.5.11.
33. Mar an gcédna do ċualabhair go ndubhradh ris na seinnsearaibh, * ni tiobhra tú héitheach: as do ḋéna tú do ṁóidh go maith don Tighearna.

34. As a deirimsi ribh, na tabhraidh mionna ar mhodh ar bith: na tabhraidh neamh, óir a sé caitir Dé é.

35. Na tabhraidh an talamh, óir a sé sdól a ċos é: na tabhraidh Iárusalem, óir a sí cathair an Ríogh móir í.

36. Na tabhair do ċeann féin mar mhionna, óir ní héidir riot áonribe geal na dubh do ḋéunamh.

* S'um.5. 12.
37. * As go madh é bhus comhrádh dhaoibh, a seadh, a seadh, ni headh, ni headh: as gidh bé ni bhias as a gcionn so, is ó olc atá sé.

* Exod.21. 24. Levit. 24. 20. Deut. 19. 21.
38. Do ċualabhair go ndubhradh, * súil ar son súile, agus fiacail ar son fiacaile.

39. As ċeana a deirimsi ribh, * na cuiridh a naghaidh a nuilc: as gidh bé neach bhuailfeas tú ar do ġiall dheas, iompóigh chuige an giall oile. * Lúc.6.29 Rom.12.17 & 1 Cor. 6.7.

40. Agus an té lér ab áill cúis breitheamhnuis do chur ort, ⁊ do ċóta do ḃuain díot, leig leis do ċlóca fós.

41. Agus gidh bé ḃéuras leis ar feadh míle ar éigin tú, imthigh leis ar feadh dá mhíle.

42. Tabhair ni don té iarrfus ort é, * agus gidh bé le nab mián airleaghadh dfaghail uaidh, na fill uaidh é. * Deut. 15. 8.

43. Do ċualabhair go ndubhradh, * gráidheóchaidh tú do ċomharsa, ⁊ biaidh fuath agad dod námhaid. * Levit. 19.18.

44. As a deirimsi ribh, * biodh grádh agaibh dá bhur naimhdibh, beannaighidh na daoine mallaigheas sibh, deunaidh maith do na daoinibh ar a mbeag sibh, * agus deunaidh urnaighthe ar son na muintire buaidhreas, agus dibhreas sibh. * Lúc.6.27 * Lúc. 23. 34. gníom: harthana neasbal. 7. 60.

45. Do ċum go mbeith sibh bhur gcloinn ag bhur nathair féin atá air neamh, óir do bheir seisean fa deara go néirgeann a ġrian féin air na drochdhaoinibh agus air na deagh dhaoinibh, ⁊ do ní sé fearthainn air na fíréunachaibh agus air na neamhfíréunchaibh.

46. * Oir ma bhíonn grádh agaibh don muintir agá bhfuil grádh dhaoibh, créud é an lúaidhios do ġeubhtaoi? a né nach déunaid na puibliocáin an ni ceudna. * Lúc. 6. 32.

47. Agus ma chuirti fáilte roimh bhur ndearbhraithre féin amháin, créud do niti do bharr air chách? a né nach deunuid na publiocáin féin mar an gceudna?

48. Ar a nadhbharsoin bidhidhsi deaghmhálta, mar atá bhur nathair atá ar neamh deaghmhálta.

## caib. 6.

Tabhraidh bhur naire nach deuntaoi bhur ndeirc a bfiadhnuisi daoine, do chum go bfaicfidhis sibh: nó ni bfuighti lúaidheaċt ó bhur nathair atá air neamh.

2. Ar

Rom. 12. 2. Ar a naḋbharsoin * a nuair do ni
8. tú déirc, na cuir galltrompa dá seinm
romhad, mar do ni lucht an ḟuarċrábhaiġ
ann sna sionagógaib agus ann sna
sráideanaib, do ċum go bfuiġidis glóir
ó ḋáoinib: go fírinneach a deirimsi ribh,
go bfuil a dtúarasdal aca.
3. Aċt cheana an tan do ni túsa
deirc, na biod a fios agad laim ċli
créud do ni do lám ḋeas.
4. Do ċum go mbiaḋ do ḋéirc a bfo-
laċ: agus do bhéaraiḋ hathair do ċi a
bfolaċ luáiḋeacht ḋuit ós áird.
5. Agus an tan do ni tú urnuiġe
na bi mar luċt an ḟuarċrábhaiġ: oir is
ionmhain leo urnuighthe ḋeunamh sna
sionagógaib, agus a gcoirrnéaċ na ród
na seasamh, do ċum go bfaicfidis na
ḋáoine iád: go deimhin a deirimsi ribh
go bfuil a dtúarasdal aca.
6. Aċt ċeana an tan do ni túsa ur-
nuiġe, imtiġ a steaċ ann do seómra,
agus ar niadhaḋ do ḋoruis duit guiḋ
haṫair féin ata a bfolaċ: ⁊ do bhéaraiḋ
haṫair do chi a bfolaċ luáiġeacht ós áird
duit.
7. Aċt ċeana ag ḋeunamh urnuiġe
ḋáoib na biti roċainteaċ mar na cinea-
ḋáċa, oir saoiliḋ siád go néisdfiḋtear
riu ann a niomad briaṫar.
8. Uime sin na samhlaiġtear sib
riu: oir atá a fios ag bur naṫair
féin cia hiad na neiṫe atá ḋ'riaċdanaiġ
oruib, ni is táosga na iárrfuiġti air
iád.
9. Ar a naḋbharsoin ḃ'ernaiḋsi bur
Luc. 11. 2. nurnuiġe mar so. * Ar naṫair atá ar
neaṁ, náoṁṫar hainm:
10. Tigeaḋ do ríoġaċt. Deuntar
do toil ar an ttalámh, mar do nitear
ar neaṁ.
11. Ar narán laéṫaṁail tabair
ḋúinn a niu.
12. Agus maiṫ ḋúinn ar bfiaċa,
mar maiṫmid ne dar bféiṫeamhnaib féin.
13: Agus na léig sinn a ccaṫuġaḋ,
aċt sáor inn ó olc. Oir is leat féin an
ríoġaċt, agus an cumaċt, agus an gloir
Mar. 11. go síorruiġe. Amen.
25. 14. * Oir ma maittí a gcionta do
ḋáoinib, maitfiḋ bur naṫair neaṁḋa ḋá-
oibsi mar an gcéḋna.
15. Aċt muna maittisi a gcionta
do na ḋáoinib, ni maitfiḋ bur naṫair
féin ḋáoibsi bur gcionta.
16. Agus an tan do niti trosgaḋ,
na biḋiḋ gruama mar luċt an ḟuarċrá-
baiḋ: oir doirċuiḋiḋ siád a naiġṫe do
ċum go maḋ follus dona ḋáoinib iád do
trosgaḋ: a deirimsi ribh go fírinneaċ,
go bfuil a ttúarasdal aca.
17. Aċt ċeana, an tan do ḃéna tu-
sa trosgaḋ, cuir ola ar do ċeann, a-
gus ionnail haġaiḋ:
18. Do ċum naċ buḋ follas dona
ḋáoinib go ndéanann tú trosgaḋ, aċt dod
aṫair atá a bfolaċ: agus do ḃeuraiḋ
haṫair do ċi a bfolaċ luáiḋeaċt duit ós
áird.
19. Na cruinniġiḋ ionmhas ar an
ttalamh, mar a ttruailleann an léoġan
agus an meirg é, agus mar a ttoċ-
laid agus mar a ngoidid na bioṫaṁ-
naiġ.
20. Aċt cruinniġiḋ ionmhas ḋáoib * Lúc. 12.
féin ar neaṁ, ós ann naċ dtruáilleann an 33. 1 Tim.
miol crion ná an meirg, agus naċ toċ- 6. 19.
laid agus naċ goidid na gaduiḋṫe.
21. Oir gioḋ bé ball iona bfuil bur
ionmhas, is ann sin biás bur gcroiḋe
mar an gcéḋna.
22. * Si an tsúil solas an ċuirp: * Lúc. 11.
uime sin ma bionn do súil glan, biáiḋ 34.
do ċorp uile soillseaċ.
23. Aċt dá raib do súil go holc,
biáiḋ do ċorp uile doirċa: uime sin a naḋbhar-
soin ma atá an solus atá ionad na
doirċadus, créud é méud an doirċa-
duis sin?
24. * Ni héidir le neaċ air biṫ * Lúc. 16.
seirbhis do ḋeunamh do ḋá tiġearna, óir 13.
biáiḋ fuaṫ aige do ḋuine aca, ⁊ gráḋ
don ḋuine eile: nó ceangalaiḋ sé do
neaċ aca, agus do ḃeuraiḋ se tar-
cuisne ar an dara fear: ni héidir lib
seirbhis do ḋeunamh do Dhia agus do
Mhammon.
25. Ar a naḋbharsoin a deirimsi *Psalm. 55.
ribh, * na biḋiḋ lán do ċúram a ttim- 22. Luc.
ċeall bur mbeaṫa, créud iosdáoi nó 12. 22.
iobṫáoi: 1 Pheadair 5. 7.

iobṫaoi: na a ttimċeall bur gcorp, créud ċuirfi umaibh. A né naċ mó an ṫanam na an biadh, agus an corp ná an téudaċ?

26. Féċaig ar éunlaiṫ a naéir: oir ni ċuirid siól, agus ni buanuid siád, ⁊ ni ċruinniġid siád ann a sgiobólaibh; giodh beaṫaiġidh bur naṫair neamhdha iád: a né naċ feárr sibhsi go mór na iádsan?

27. Agus cia agaibh lé na iomad cúraim féadas aonbhannlámh do ċur lé na airde féin?

28. Agus créud fá a bfuiltí roċúramaċ a ttimċeall bhur gculaidh? foglomaidh cionnas fásaid lilíġe an maċaire: ni déunaid siád saoṫar, ⁊ ni sníomaid siád.

29. Gidheadh a deirimsi ribh, naċ raibh Solomh féin gon a uile ġlóir, ar na eúduġadh mar aón diobh so.

30. Agus ma eúduiġeann Dia mar sin luibh an maċaire atá a niuġ ann, agus a máraċ ar na ṫeilgein sa núamain, a né naċ mó na sin sibhsi, a ḋaóine beiġċreidmeċa?

31. Uime sin na bidiḋh lán do ċúram, ag ráḋh, créd iósam? no créd iobam? nó créd ċuirfeam umainn?

32. (Oir a siád so uile iárruid na cinidheċa) oir atá a fios ag bhur naṫair neamhda sa go bfuil a riaċtanas so uile oraibh.

33. Ar iarraiġ ar ttús flaiṫeas Dé, agus a fíreuntassan, agus teilgfidhtear na neiṫesi uile ċugaibh.

34. Uime sin na biodh roċúram oruibh timċeall an laói máruiġ, oir biáidh a sáiṫ cúraim ar an lá a máraċ timċeall a neiṫe féin: is lór don lá a olc féin.

## Caib. 7.

*Lúc.6.37 Rómh.2.1.
1. AR * beirídh breṫ, do ċum naċ bfuartaói breṫ oraibh.
2. Oir is do réir na breiṫe beirti, bheurṫar
*Mar.4.24 Lúc.6.38.
breṫ oruibh: * Agus is leis an mio-
súr ṫomhaisti, toimeósfuidhthear dáoibh a ris.

3. * Agus créd fá a bfaiceann tú an brot atá a súil do ḋearbhráṫar, ⁊ naċ ccuireann tú a numail an tsail atá ann do súil féin? *Lúc.6.41.

4. No cionnas a deúra tú réd dearbhráṫair, fulaing dham an brot do bhúain as do súil, agus féuċ an tsail ann do súil féin?

5. A fir an fúarċrábaiḋ, bean an tsail ar ttús as do súil féin, agus ann sin buḋ léir duit an brot do búain as súil do ḋearbhráṫar.

6. Na tabhraid an ni naómṫa do maḋruiġibh, agus na teilgiḋ bur gcloċa úaisle a bfiaḋnuisi na muc: ar eagla go saltéoraidis orrṫa lé na gcosaibh, agus ar bfilleaḋ dóibh go dtarraongaidís sib féin as a ċéile.

7. * Iarruiġ agus do béurṫar dáoibh: lorgairiḋ agus do ġeabṫaoi: búailiḋ [an doras] agus oisgéoltar dáoibh. *Caib.21.22. Mar.11.24. Lúc.11.9. Eoin.16.24. Séum.1.6.

8. Oir gaċ uile neaċ iárrus, glacuiḋ sé: agus giodh bé lorgaireas do ġeib sé: agus is don té búaileas [an doras] oisgéoltar.

9. Oir cia an duine agaibhsi, ma a tá go niarrfuiġ a mac arán, do béuraiḋ cloċ dó?

10. Agus mas iásg iárrfus sé, an naiṫir neime do beúraidh sé dhó?

11. Ar a nadhbharsoin ma atá a fios agaibhsi atá olc, tioḋluicthe maiṫe do ṫabhairt dá bhur gcloinn, a né naċ mó ná sin do bhéuraidh bhur naṫairse atá air neamh, neiṫe maiṫe don dream iárrus ar iád.

12. Uime sin * gaċ uile ni budh mian libh daoine do ḋéunamh dib, deúnaidhsi a leiṫéide dhóibhsean mar an gcéudna: oir a sé so an dliġeadh agus na faiġe. *Lúc.6.31.

13. * Imṫiġidh a sdeaċ sa doras ċumann: óir is fairsing an doras, ⁊ is leṫan an tsliġe ṫreoraiġeas do ċum damanta, agus is mór téid a sdeaċ triṫe. *Lúc.13.24.

14. Ar is cumann an doras, agus

is

is caol an tslighe ṫreoraiġeas ċum na beaṫa, agus is beg do ġeib eolus uirre.

15. Tuilleaḋ eile, coimhdaiġ sib féin ar na fáiġeṁnaiḃ fallsa, ṫig ċugaiḃ a gculaiḋiḃ caorac, agus a tá leiṫ a stoiġ na madraiḋiḃ allta fuadruiġeċa.

16. Air a ttorrṫaiḃ aiṫeontaoi iad. * an gcruinniġid daoine caora fíneamna do ḋrisiḃ, no fíġiġe do na fothannánaiḃ? (* Lúc. 6. 43.)

17. Is mar sin do ḃeir gaċ uile ċrann maiṫ torṫa maiṫe, ar do ḃeir an droċċrann droċṫorrṫa.

18. Ni héidir leis an gcrann maiṫ droċṫorṫa diomċar, na leis an gcrann gcrion torṫa maiṫe do ṫabhairt.

19. * Gaċ uile ċrann naċ iomċrann toraḋ maiṫ, gearrtar é, agus teilgṫear san teiniḋ é. (* Caib. 3. 10.)

20. Ar a naoḃarsoin is ar a ttorṫaiḃ aiṫeontaoi iad.

21. Ni é gaċ uile neaċ a deir riomsa, * a ṫiġearna, a ṫiġearna, raċas a sdeaċ sa ríoġaċt neiṁe, aċt an té do ni toil maṫarsa atá ar neaṁ. (* Romh. 2. 13. Sém. 1. 22.)

22. Is iomḋa daoine a deuraiḋ riumsa an lá úd: a ṫiġearna, a ṫiġearna, a né naċ ad hainmsi do riṅeamar fáiġḋeoireaċt, agus ad hainmsi do ṫeilgeamar a maċ na deamain, agus do riṅeamar iomad miorbaileḋ?

23. As ċeana aidmeoċuiḋ misi os ard dóiḃ an tansoin, * níor aiṫin mé a riam sib, imṫiġiḋ uaim a luċt deunta na heugcóra. (* Lúc. 13. 27. Psal. 6. 8.)

24. Ar a naoḃarsoin * gaċ uile neaċ do ċluin na briaṫrasa agamsa 7 do ni iad, samhlóċaiḋ mé lé duine glic é, neaċ do riṅe a ṫiġ ar ċarraig. (* Lúc. 6. 47.)

25. Agus do ṫuirling an fearṫainn agus tangadar na tuilte, agus do séideadar na gaoṫa, agus do buaileadar ar an ttiġ úd, agus níor ṫuit sé: oir do bí a ḟuiṁéd ar ċarraig.

26. Agus gaċ uile neaċ do ċluin mo ḃriaṫrasa, agus naċ ccoimlíonann iad, samhlóċṫar é lé duine leaṁ, neoċ do tógaiḃ a ṫiġ ar ġaineaṁ.

27. Agus do ṫuirling an fearṫainn, agus tangadar na tuilte, agus do séideadar na gaoṫa, agus do buaileadar ar an ttiġ úd, agus do ṫuit sé, agus bá mór a ṫuitim.

28. Agus tárla an tan do ċríoċnaiġ Iósa na briaṫrasa, * gur ġab uaṫbhás an pobal tré na ṫeagasgsan. (* Marc. 1. 22. Lúc. 4. 32.)

29. Oir do ṫeagaisg sé iad mar neaċ agá raiḃ cumaċta, agus ni mar na sgriobuiġe.

---

## Caib. 8.

Agus tar éis teaċta núas don tsliaḃ dó, do leanadar sluaġ mór é.

2. * Agus feuċ, táinic lobhar ċuige agus do sleaċd sé dó, ag ráḋ, a ṫiġearna, máḋ áill leat, is éidir leat misi do ġlanaḋ. (* Marc. 1. 40. Lúc. 5. 12.)

3. Agus ar síneaḋ a láiṁe do ḃean Iósa ris ag ráḋ, is áill: bí glan, 7 ar an mball do bí a lobhraḋ ar na ġlanaḋ.

4. Agus a deir Iósa ris, tabair dod aire gan a innsin do ḋuine ar biṫ: aċt imṫiġ, taisbeain ṫú féin don tsagart, 7 beir ċuige an tiodhlacaḋ do aiṫin * Maoisi, mar fiaḋnaisi dóiḃ. (* Levit. 14. 4.)

5. * Agus ar ndul Díosa a sdeaċ go Capernáum táinic Senturion ċuige dá ġuiḋe. (* Lúc. 7. 1.)

6. Agus ag ráḋ, a ṫiġearna atá móglaċ na luiġe a stoiġ a bpairilis, 7 ar na piánaḋ go roiomarcaċ.

7. Agus a deir Iósa ris, a teaċt damsa slánéoċaiġ mé é.

8. Agus ar bhfreagra don ċaiptín, a dubhairt sé, a ṫiġearna ni fiu misi ṫusa do ṫeaċt a sdeaċ fam ċleiṫ, aċt a máin abair an focal, agus slánéoċṫar móglaċ.

9. Oir is duine misi féin atá fá ċumasaiḃ, agá bfuilid saiġdiuiriġ fúm: agus a deirim ris an bfearso, imṫiġ, agus imṫiġiḋ sé: agus ris an bfear oilesi, tárr, agus ṫig sé: 7 rém seirbhfoġantaiġ déuna so, agus do ni sé é.

10. As an na ċluinsin so Iosa, do ġab iongantas é, agus a dubhairt sé ris an muinntir do bi na ḋiaiġ, go fírinneaċ a deirim ribh, naċ bfuarus mé a noireadsa do ċreideamh a Nisrael féin.

11. Agus a deirim ribh go ttiocfuid morán ó náird soir agus ó náird siar, agus suigfid a bfoċair Abraham agus Isaac agus Iácob sa ríoġaċd neamhda.

12. Agus tteilgfidhthear clann na ríoġaċda sa doṙċadas atá léiṫ a muiġ: biaiġ ann sin gul agus gearrad fiacal.

13. Agus a dubhairt Iósa ris an gcaiptin, imṫiġ romad, agus bíoḋ ort do réir mar do ċreid tú: agus do slánuiġeaḋ a searbfoġantaiḋe an a nuair sin.

*Marc. 1. 29. Lúc. 4. 38.

14. * Agus an tan ṫáinic Iósa go tiġ Pheadair, do ċonnairc sé maṫair a mná na luiġe, agus í a bfiabrus.

15. Agus do bean sé ré na láimh, agus do fáġaib an fiabrus í: agus do éiriġ sí agus do rinne sí frioṫólamh dóib.

* Marc. 1. 32. Lúc. 4. 40.

16. * As an tan do bí deireaḋ an láoi ann, tugadar ċuige morán ann a rabadar deamain, agus do ṫeilg sé na spiorraide a maċ lé na focal, agus do slánaiġ sé gaċ uile duine dá raib eslán.

17. Do ċum go gcoimhlíonfuiġṫe an ni a dubhairt Esaias fáiġ, a deir: * do ġab seisean ar néagcrúaisne oruinn, agus do iomċuir sé ar ngalruiġṫe.

* Isai. 53. 4. 1 Pheadair 2. 24.

18. Agus an tan do ċonnairc Iósa slúaġ mór na ṫimċeall, do aiṫin sé dul don taóib oile.

* Lúc. 9. 57.

19. * Agus ag teaċd do sgrioba áiriġe, a dubhairt sé ris: a maiġistir, leanfuid misi tú gioḋ bé ar bit ball ann a raċaiḋ tú.

20. Agus a deir Iósa ris, atáid fuaċaisiġe ag na sionnċaib agus neid ag énlaiṫib a naieóir: as ni bfuil áit ag mac an duine ann a gcuirfeaḋ sé a ċeann fáoi.

21. Agus a dubhairt fear eile dá ḋeisgioblaib féin ris: a ṫiġearna, léig ḋamsa imṫeaċt ar tús, agus maṫair d'aḋlacaḋ.

22. As a dubhairt Iósa ris, lean misi, agus léig dona marḃaib a marḃ féin d'aḋlacaḋ.

23. Agus an tan do ċuaiġ sé a luing do leanadar a ḋeisgiobuil é.

24. * Agus féuċ, do éiriġ stoirm mór ar an bfairge, ionnas gur folaiġeadar na tonna an long: as do bí seisean na ċodlaḋ.

* Marc. 4. 37. Lúc. 8. 23.

25. Agus ar ndul ċuige dá ḋeisgioblaib, do dúisgeadar é, ag ráḋ, a ṫiġearna, sabáil inn, a támaoid ar fáġbáil.

26. Agus a deir seisean riu, créud fá a bfuilti eaglaċ, a luċd an ċreidimh biġ? ar néirġe dósan an tan soin do bagair sé ar an ngáoiṫ, agus ar an bfairge, agus táinic ciúnas mór ann.

27. Agus do ġab iongnaḋ na daóine, ag ráḋ, créud é an fearso, agá bfuilid na gáoṫa agus an fairge ag umhluġaḋ dó.

* Marc. 5. 1. Lúc. 8. 26.

28. * Agus an tan táinic sé don táoib eile go tír na Ngeirgéseneaḋ, tárladar dias do ḋáoinib air ann a rabadar deamain, ag teaċt as na tuamaiġib, agus do bí roḟioċmar, ionnas nar béidir do duine ar biṫ an tsliġe sin do ġabáil.

29. Agus féuċ, do éimġeadar, ag ráḋ, créud é ar gcuid dioṫ a Iósa mic Dé? an dtáinic tú ann so dár gcéusadh roimhe a naimsir?

30. Agus do bí sealb mór muc a bfad uáṫa ag ingilt,

31. Agus do iárradar na deamain aṫċuiniġ air, ag ráḋ, ma ṫeilgeann tú a maċ sinn, léig dúinn dul sa tréud muc úd.

32. Agus a dubhairt seisean riu, imṫiġe: agus ar nimṫeaċt dóib do ċuadar ann sa ttréud muc, agus féuċ, do ṫuit an tréud uile do ńaill a ndiaiġ a gcinn sa bfairge, agus fuáradar bás ann sna huisgiḃ.

33. Agus do ṫeiṫeadar na búaċailliġe, agus do ċúadar don ċaṫraiġ,

agus

agus do innseadar na neiṫesi uile, agus fós na neiṫe do éiriġ don luċt ann a rabhadar na deaṁain.

34. Agus féuċ do ċuaiḋ an ċaṫair uile a maċ do ṫeagṁáil ré Iósa: agus an tan do ċonncadar é, do iarradar ar imṫeaċt as a ttóranaib féin.

caib. 9.

1. Agus ar ndul a loing dó, do ċuaiḋ sé tar uisge, agus táinic sé dá ċaṫraiġ féin.

2. * Agus féuċ, tugadar fear pairilise na luiġe air a leabaiḋ ċuige: agus an tan do ċonnairc Iósa a gcreideaṁ, a dubhairt sé re fear na pairilisi, bíoḋ meisnigin ṁaiṫ agad a ṁic, a táid do ṗeacaiḋ ar na maiṫeaṁ duit.

* Marc. 2. 3. Lúc. 5. 18.

3. Agus féuċ, a dubhradar cuid áiriġe dona sgríobaiġib ionnta féin, atá an fearso a labhairt blasfeime.

4 Agus an tan do ċonnairc Iósa a smuaintiġṫe, a dubhairt sé, créud fá smuaintiṫisi uilc ann bhur gcroiḋṫib?

5. Oir cia is usa a ráḋ, a táid do ṗeacaiḋ ar na maiṫeaṁ ort: nó a ráḋ, éiriġ agus siubail?

6. Aċt do ċum go mbeiṫ a ḟios agaib go ḃfuil cuṁaċta ag mac an duine peacaiḋ do ṁaiṫeaṁ ar an ttalaṁ (a deir sé an tansoin re fear na pairilise) éiriġ, tógaib do leabaiḋ, agus imṫiġ dod ṫiġ.

7. Agus ar néiriġe dósan do ċuaiḋ sé dá ṫiġ féin.

8. Aċt an tan do ċonnairc an pobal [an nisi] do gab iongantas iád, agus tugadar glóir do Ḋia tug a leiṫéide sin do ċuṁaċtaib do dáoinib.

9. * Agus an tan do ċuaiḋ Iósa as a naitsin, do ċonnairc sé óglaċ na suiḋe ag bord an ċustuim dar bainm Mata, agus a dubhairt sé ris, lean misi, agus ar néiriġe dó do lean sé é.

* Marc. 2. 14. Lúc. 5. 27.

10. Agus táinic ċum críce ar suiḋe dósan ċum bíḋ san tiġ, féuċ, tangadar iomad puibliocánaċ agus peacṫaċ, agus do suiġeadar ċum bíḋ ma raón re hIosa ⁊ re na deisgioblaib.

11. Agus an tan do ċonncadar na Phairisinig sin, a dubhradar re na deisgioblaibsean, créud fa nitionn bhur maigisdirsi a bfoċair na bpuibliocánaċ agus na bpeacach?

12. Agus an tan do ċualaiġ Iósa [so], a dubhairt sé riu, ní ag an muintir a tá slán a tá feidm ar an liaiġ, aċt ag an muintir a tá easlán.

13. Aċt imṫiġ, agus foġlomaiġ a ċiall so: * trócaire is áill lem, agus ní híoḋbairt: óir ní táinic misi do ġairm na bfíréunaċ, * aċt na bpeacaċ do ċum aiṫriġe.

* Hosea 6. 6. Caib. 12. 7. * 1 Tim. 1. 15.

14. Ann sin tangadar deisgiobail Eóin ċuige, ag ráḋ,* créud fá a ndéunmaoidne agus na pairisinig iomad troisge, agus naċ ttroisgid do deisgiobail se?

* Marc. 2. 18. Lúc. 5. 33.

15. Agus a dubhairt Iósa riu, a néidir le cloinn tseomra an fir núaṗósda beiṫ dóbronaċ an feaḋ bíos an té do ṗósaḋ na bfoċair? aċt ċeana tiocfaiḋ lá ann a dtoigiobṫar an fear núaṗósda uáṫa, agus ann sin do déunaid siád troisgaḋ.

16. Agus ní ċuireann duine ar biṫ preabán déudaċ gan ċoiriugaḋ ar seanéadaċ, óir beanaiḋ sé a lán féin as a néadaċ, agus do nítear an brisgeaḋ ní is measa.

17. Agus ní ċuirid dáoine fíon núa a seanbuidéulaib, nó briseadar na buidéil agus dóirtear an fíon, agus téid na buidéil a muġa: aċt cuirid siád fíon núa a mbuidéulaib núaḋa, agus bíd siád a ráon slán.

18. * Agus ag labhairt na neiṫeann-so dó riu, féuċ ar ttiaċt dúasarán áiriġṫe [ċuige] do onóraiġ sé é, ag ráḋ, fuair minġean bás ar an mball, aċt tarrsa agus cuir do láṁ uirre, agus biaiḋ sí béo.

* Marc. 5. 22. Lúc. 8. 41.

19. Agus ar néiriġe Dhíósa do lean sé féin agus a deisgiobail é.

20. (Agus féuċ táinic bean ar a raib dórtaḋ fola le dá bliaġain déug

ṫáoḃ ṡiar ḋe, agus do ċumail sí lé
imeal a eudaiġ.
21. Oir a dubhairt sí inte féin, ma
ḃenaim lé na eudaċ a ṁáin, biaiḋ mé
slán.
22. Agus ar bpilleḋ Ióſa agus
ar na faicsinsen dó, a dubhairt sé, bioḋ
meanmnaġ maiṫ agad a ingen, do ṡlánaiġ
do ċreideaṁ ṫú, agus do bí an ben slán
ó a nuáirsin a mac.)
23. Agus an tan ṫáinic Ióſa go
tiġ a nuáṡarain, agus do ċunnairc sé
an luċt ceoil agus an ċroḋeṡa ag déu-
naṁ mioṡuaimnis,
24. A deir sé riu, imṫiġiḋ romaiḃ:
oir ni ḃfuil an cailín marḃ, aċt na coḋ-
laḋ, agus do rinnedarsan fonóṁad
faoi.
25. Agus an tan do cuireḋ an ċro-
ḋeṡa a mac, do ċuaiḋ sé a steaċ agus
rug sé air láiṁ uirre, agus do éirig
an cailín.
26. Agus do ċuáiġ an tásgsa a
mac ar feḋ na talmansoin uile.
27. Agus an tan do imṫiġ Ióſa
as sin do lenadar días dall é ag éim-
ġe agus ag ráḋ, déuna trócaire orrainn
a ṁic Dáibi.
28. Agus an tráṫ ṫáinic sé a
steaċ don tiġ, tangadar na doill ċu-
ige, agus a deir Ióſa riu, an gcreidti
gur ab eidir leamsa so do ḋénaṁ? a
deirid siadsan ris, creidmid a ṫiġe-
arna.
29. Ann sin do ḃen sé ré na suilib,
ag ráḋ, teagmaḋ ḋaoiḃ do réir bur
gcreidim.
30. Agus do hosgladh a suile: ⁊
do bagair Ióſa go géur orrṫa ag ráḋ,
tabraiḋ dá bur naire naċ bfuige duine
ar biṫ a fios [só.]
31. Aċt ar ndul a mac ḋóibsen do
leaṫnuiġedar a clúsan fán ttalamsoin
uile.
32. * Agus an tan do ċúadarsan * Lúc. 11. 14.
a mac, féuċ, tugadar duine balb ċu-
ige ann a raib deaṁan.
33. Agus tar éis an deaṁain do
ṫeilgen a mac, do labair an balbán, ⁊
do ġab iongantas an pobal, ag ráḋ,
ni facas a leiṫéide so a nIosrael riaṁ.
34. Aċt a dubradar na ṗairisinig, * Caib. 12. 24. Marc. 3. 22. Luc. 11. 15.
* tri ṗrionnsa na ndeaṁan teilgeas sé a
mac na deaṁain.
35. * Agus do ġab Ióſa timċioll * Marc. 6. 6. Lúc. 13. 22.
gaċ uile ċaṫraċ agus baile, ag tea-
gasg ann a sionagógaib, agus ag sen-
móir soisgéil na rioġaċta, agus a slá-
nuġaḋ gaċ uile easláinte agus easg-
ċruáis a measg an pobail.
36. Agus an tan do ċunnairc sé an * Marc. 6. 34.
sluáġ, do ġab truáiġe ġéur ḋóiḃ é, ar
son go rabadar ar na leaṫnuġaḋ ⁊
ar na sgapaḋ, mar ċáorca ag naċ
bfuil tréadaiġe.
37. A deir sé an tansoin re na
deisgioblaiḃ, * go deimin is mór an * Lúc. 10. 2.
fóġmar, agus is beag an luċt oibre.
38. Uime sin guiḋiḋ tiġearna an
fóġmair, luċt oibre do ċur a maḋ
ċum a fóġmair féin.

## CAIB. 10.

AGus * ar ngairm a dá deis- * Marc. 3. 13. Lúc. 9. 1.
giobal dég, tug sé cumasa
ḋóiḃ a naghaiḋ na sbiorad
neamghlan, do ċum go tteil-
gfeidis a mac iad, agus
go sláneoċaidis gaċ uile easláinte ⁊
easgċruás.
2. Agus a siad so anmanna an dá
easbal déug: an ċéddhuine [ḋíoḃ] Sio-
món dá ngoirtear Peadar, agus Ain-
drias a dearbráṫair, Séumas mac Se-
bedé agus Eóin a deaṙbraṫair.
3. Philip agus Bartalomeus, To-
más agus Mata fear cruinnigṫe an
ċuſduim, Séumus mac Alpeus agus Le-
béus, dara comainm Tádéus.
4. Siomón ó Cánan, agus Iudás Is-
cariótes, an té fós do bhraith ei-
sean.
5. Do ċuir Ióſa an da fear déugso
a mac, a tabairt aiteantaḋ ḋóiḃ ag
ráḋ, na gabaiḋ go slighe na gcineaḋ-
aċ, agus na heirghigh a steaċ a
gcaṫraiḃ na samaritánaċ.
6. * Aċt

* Gníomhartha na nabstal. 6. 46. Lúc. 10. 9. — 6. * Aċt go ṁaḋ táoſga raċtáoi cum cáoraċ tiġe Israél atá ar ndul a muġa.

7. Agus ar nimṫeċt dáoib déunaiḋ ſeanmóir ag ráḋ, do ḋruid rióġaċt neiṁe [rib.]

8. Slánaiġiḋ na dáoine euccrúaiḋe, glanaiġ na lobair, ḋúisgiḋ na mairḃ, teilgiḋ a maċ na deaṁain. A nairgiḋ ḟúarabair, tabraiḋ uáib a nairgiḋ.

* Mar. 6. 8. Lúc. 9. 3. & 22. 35. — 9. * Na soláṫraiġ ór, na airgeḋ, na uma in bur gcreasaib,

10. Na mála ċum na sliġeḋ, na dá ċóta, na bróga, na bata: * óir is fiu an fear oibre a ċuid [dfaġail.]

* 1 Tim. 5. 18. Lúc. 10. 7. * Lúc. 10. 8. — 11. * Aċt gioḋ bé ar bit caṫair, nó baile an a raċtaoi a steċ, fiafruiġiḋ cia biaſ deaġṁalta inte, agus fanaiḋ an sin nó go bfágtáoi [í.]

12. Agus ar ndul a steċ don tiġ dáoib beannuiġiḋ dó.

13. Agus mas fiu an tiġ sin é, go ttiġiḋ bur mbeannuġaḋ dó: agus muna fiu go bfilliḋ bur mbeannuġaḋ ċugaib féin a rís.

* Mar. 6. 11 — 14. * Agus gioḋ bé neaċ naċ ngéubaiḋ sibsi, agus naċ éisdfiḋ bur mbriaṫra, ar ndul a maċ as an teaġ, nó as an gcaṫraiġsin dib, craiṫiḋ [dib] luaiṫreaḋ bur gcos.

15. A deirim rib go deiṁin go mad socamluiḋe do ṫalaṁ Sodóm, agus Ghomorra a ló an breiṫeamnus, nó don ċaṫraiġsin,

* Lúc. 10. 3. — 16. * Féuċ, cuirimse sibse mar ċáoraib a meaſg ṁadraḋ állta: ar a nadbarsoin bidiḋ glic mar na haiṫreaċa neiṁe, agus neamurċóideaċ mar na colama.

17. Aċt bidiḋ ar bur gcoiṁéd ar na dáoinib: óir do béuraid siad a láiṁ sib do ċomairleaċaib, agus sgiursfid sib an a sionagógaib.

18. Agus fós béartar sib ċum uaċtarán agus ċum riogṫeaḋ ar mo sonsa, mar ḟiaḋnuise dóibsean agus do na cineadaċaib.

* Mar. 13. 11. Lúc. 12. 11. — 19. * Aċt an tan do bérad siad uaṫa a láiṁ sib, na bioḋ na roċar orraib cionnas, nó créd laiḃeórtáoi, óir do béarṫar dáoib ar a nuairsin féin an ni laiḃeórtáoi.

20. Oir ni sibsi labrus, aċt spiorad bur naṫar féin labrus ionnaib.

21. * Agus do béruiḋ an dearbraṫair a dearbraṫair ċum báis, agus an taṫair, an mac; agus éireoċaiḋ an ċlann a naġaiḋ a naiṫreaċ, agus a maiṫreaċ, agus do béuraid sa deara a gcur ċum báis. — * Lúc. 21. 16.

22. Agus biaiḋ fúaṫ ag gaċ uile duine dib ar son manmasa: * aċt gioḋ bé ḟuileongas go dti deireaḋ, a sé so slaineoċṫar. — * Mar. 13. 13.

23. Agus an tan ġéirleanfuid siad sib sa ccaṫraiġsi, teiṫiḋ go caṫraiġ eile; óir go dearbṫa, a deirimsi rib naċ ngéubṫáoi timċeall caiṫreaċ Israél sul tioċfas mac an duine.

24. * Ni bfuil an deisgiobal ós cionn a ṁaiġisdir, ná an searbfóġantuiġe ós cionn a tiġearna. — * Lúc. 6. 40 Eoin. 13. 16

25. As lór don deisgiobal beiṫ mar a ṁaiġisdir, agus don tsearbfóġantuiḋe beiṫ mar a tiġearna: má ġoireadar Belsebub ḋfear an tiġe, a né naċ mó na sin [ ghoirfid é ] dá ṁuinntir?

26. Ar a nadbarsoin na bioḋ a neagla orraib; * óir ni bfuil ni ar bit folaiġṫe naċ dtioċfuiḋ ċum soillsi: agus ni bfuil énni ar ceilt naċ aiṫeontar. — * Mar. 4. 22 * Lúc. 8. 17. & 12. 2.

27. An ni a deirimsi rib an sa dorċadus, abruiḋsi é an sa tsolus: Agus an ni do ċluinti in bar gcluais, foillsiġe é ar mullaċ na dtigṫe.

28. * Agus na bioḋ orraib eagla na muinntire marbas an corp, agus leis naċ éidir an tanam do ṁarbaḋ: Aċt go mad mó biaſ eagla an ti ud oraib lenab éidir an corp agus an tanam do ṁilleaḋ a nifearn. — * Lúc. 12. 4

29. A né naċ reaċtar dá ghealbán ar ḟeorling, agus ni tuitfiḋ áon aca ar an dtalaṁ gan bur naṫairse?

30. Aċt ceana atá gruag bur gcennse uile ar na comaireaṁ.

31. Aċt

* Lúc. 12. 8.

31. Ar a nádbharsoin na bíodh eagla oraibh: is fearr sibhsi ná mórán gealbhan.

32. * Ar a nadbharsoin gidh bé aidmheóchas misi a bfiadhnuisi na ndáoine, aidmheóchaidh misi eision a bfiadhnuisi mathar atá ar neamh.

* Mar. 8. 38. Lúc. 9. 26. 1 Tim. 2: 12.

33. * Agus gidh bé shéanfas [misi a bfiadhnuisi na ndáoine, séanfuidh misi eisean a bfiadhnuisi mathar a tá ar neamh.

34. * Ná measaidh, go dtáinic misi do chur siothchána ar an dtalamh: ní do chur siothcháne tháinic mé, acht do chur cloidhimh.

* Lúc. 12. 34, 51. * Micah. 7. 6.

35. Oir tháinic mé do chur duine a naghaidh a * athar, ⁊ na hinghine a naghaidh a mathar, ⁊ mná an mhic a naghaidh mathar a céile.

36. Agus budh naimhde do dhuine a lucht éintighe féin.

* Lúc. 14. 26.

37. * Agus gidh bé ghráidhigheas a athair, no a mhathair, ní is mó na misi, ní fiú é misi: agus gidh bé ghráidhigheas a mhac nó a inghean ós mó ionása, ní fiú é misi.

* Caib. 16. 24. Mar. 8. 34. Lúc. 9. 23. * Eóin. 12. 25.

38. * Agus an té nach glacann a chros, agus nach leanann misi, ní fiú é misi.

39. * Gidh bé gheabhas a anam, caillfidh sé é: agus gidh bé chaillfeas a anam air mo shonsa, do gheabhaidh sé é.

* Lúc. 10. 16. Eóin. 13. 20.

40. * An té ghabhas sibhse chuige, gabhaidh sé misi, agus gidh bé ghabhas misi, ghabhaidh sé an té do chuir uadh mé.

41. An té ghabhas fáidh a nainm fáidhe, do gheabhaidh sé tuárasdal fáidhe: agus gidh bé ghabhas fíréun a nainm fíréin, do gheabhaidh sé tuárasdal fíréunaigh.

* Mar. 9. 41

42. * Agus gidh bé bheuras cupán duisge fhuar amháin re na ol do énneach do na daóinibh beaga sa a nainm deisgiobuil, a deirimsi ribh go firinneach, nach ccaillfidh sé a luáidheacht.

# CAIB. 11.



Agus tárla a nuair do chríochnuigh Iosa aitheanta do thabhairt dá dhá deisgiobal deug, gur imthigh sé as sin do shearmóir, agus do theagasg ann a gcaithreachaibh súd.

2. * Agus an tan do chualaigh Eóin ann sa phriósún gníomhartha Chríosd, ar gcur deisi dá deisgioblaibh uadh, * Lúc. 7. 18

3. A dubhairt sé ris, an tusa an té úd do bhí chum teachta, nó an mbia súil againn réd atarrach?

4. Agus ar bhfreagra Díosa a dubhairt sé riu, imthighidh agus innsidh do Eóin na neithe do chluinti agus do chithí:

5. * Do gheibhid na doill radharc, ⁊ * siobhlaid na bacaigh, glantar na lobhair, agus do chluinid na bodhair, dúisgtear na mairbh, * agus a tá an soisgéul dá shearmóir do na bochtaibh. * Ísa. 35. 6. * Ísa. 61. 1.

6. Agus is beannuighthe an té nach bhfuighe scandail ionamsa.

7. Agus ar nimtheacht dóibhsion, do thionnsgain Iósa tracht tar Eóin ris an gcoimhthionól, [ ag rádh ] créd é an ní agá ndeachabhair a mach fan bhfásach dá fhéchain? an giolcach dá bhogadh ag an ngaoith?

8. Acht créd é an ní agá ndeachabhair a mach da fheuchuin? duine a tá ar na éudughadh re héduighibh míne? féuch, an muintir chaitheas éduighe míne iompa, is a dtighthibh na ríoghthedh bhid siad.

9. Acht créd é an ní ag a ndeachabhair a mach dá féucain? fáidh? a deirim ribh go deimhin, agus ní as mó ná fáidh,

10. Oir a sé so an té air a sgríobhthar; * féuch, cuirimsi mo theachtaire romhad, neach ullmheóchas do shlighe romhad. * Mal. 3. 1.

11. A deirim ribh go firinneach, nach ar éirigh eidir chlannaibh na mban neach is mó ná Eóin baisde: acht chena gidh bé is luga ann sa ríoghacht neimhe, is mó é ná eisean.

12. Agus

*Lúc. 16. 16. 12. * Agus ó laethibh Eóin baisde
gus a nois a tá foirēigen dá dhēnamh
ar an riogachd neamhdha, agus fuadar-
gidh lucht an foireigin í.
13. Oir do rinneadar na fáidhe uile
agus an dligheadh fáidheadóireachd go
hEoin.
*Mal. 4.5. 14. Agus mas toil libh a ghabháil,
sé so Elias do bhí chum teachta.
15. Gidh bé agá bhfuil cluasa
chum éisdechta, éisdeadh sé.
*Lúc. 7. 31. 16. * Ach cia lē a samhlóchad mē an
geinealachsa? is cosmhail ē ré gárla-
chaibh suidhes ar na margaidhibh, 7 éimgheas
ar a gcompánachaibh,
17. Agus a deir, do sheinnemar ceol
dáoibh, agus ni dernnámair damhsa: do
cháoinemar dáoibh, agus ni dearnnamair
gul.
18. Oir tháinic Eóin, ni ag ithe ná
ag ól, 7 a deirid siád a tá deaman ann.
19. Tháinic mac an duine ag ithe
agus ag ól, agus a deirid, féuch, an
duine craosach agus pótaire fíona, cara
na bpuibliocánach agus na bpeacthach;
gidheadh a tá an gliocas ar na sáoradh
ó na cloinn féin.
*Lúc. 10. 13. 20. * Do thionnsgain sē an tansoin
milleán do thabhairt do na cathrachaibh ann
ar foillsigheadh mórán dá subhailcibh,
ar son nach deárnnadar aithrighe.
21. Is anáoibhinn duit a Chórasin,
is anáoibhinn duit a Bheitsáida: oir dá
madh a Ttirus agus a Sidon do dhēn-
taoidhe na miorbhuile do rinnedh ionnaibhsi,
is fada ó soin do dhéndis aithrighe
a nédach róin agus a luáith.
22. Ach chena a deirimsi ribh, go
madh socamhlaighe do Thirus agus do
Shidon a ló an bhreitheamhnuis, ná dá-
oibhsi.
23. Agus tusa a Chapernáum,
a tá ar do tógbháil suas go neamh,
teilgfidhthear síos go hifearnn tú, óir
dá madh a measg lucht Shodoim do dhēn-
taoidhe na miorbhuile do rinnedh ionnatsa,
do anfaidis [gan sgrios] gus a niu.
24. Ach chena a deirimsi ribh, go
madh socamhlaighe do dhúthaidh lucht Shodoim
a ló an bhreitheamhnuis, ná duitsi.

*Lúc. 10. 21. 25. * Do fhreagair Iósa a nuáirsin
agus a dubhairt sé, do beirim buidheachas
duit, a athair, a thighearna neimhe 7 tal-
mhan, ar son gur folaigh tú na neithese
ó dhaoinibh eagnaidhe agus tuigseanacha,
agus gur nocht tú iád do leanbaibh.
26. A sead athair, do brigh gur ab
mar sin do bhí do dheaghthoilse.
*Eóin. 3. 35. *Eóin. 6. 46. 27. * A tá gach uile ni ar na tabh-
airt dhamhsa ó mathair: agus ni haithnidh
dhéinneach an mac acht don athair: agus ni
haithnidh deinneach an tathair acht don mac,
agus dá gach áon dár ab áill leis an
mac a foillsiughadh.
28. Tigidh chugamsa uile a bhfuiltí
saothreach, agus fá anualach, agus do
bhéuraidh mē fuaradh dáoibh.
*Jer. 6. 16. 29. Tógbhaidh mo chuingsi oraibh, agus
foghlamaidh uaim, óir a táim ceannsaighe
agus umhal a gcroidhe: * agus do gheb-
táoi suaimhneas da bhur nanmaibh.
*1 Eóin. 5. 3. 30. * Oir a tá mo chuingsi soiom-
churtha, agus a tá mualach éadtrom.

---

# CAIB. 12.



*Marc. 2. 23. Lúc. 6. 1. Deut. 23. 25. DO chuáidh * Iósa fa námsoin
an sa tsáoire thríd na gort-
aibh: agus do bhí ocaras
ar a dheisgioblaibh, agus do
thionnsgnadar dēsach do bhu-
ain, agus a nithe.
2. Agus an tan do chonncadar na
phairisinigh so, a dubhradar risean, féuch,
do ni do dheisgiobail ni nach cóir do
dhēnamh an sa tsáoire.
*1 Sam. 21. 6. 3. Agus a dubhairt seision riu, a nē
nár léghabhair * cred do rinne Dáibhi an
tan do bhí ocaras air féin, agus ar an
muinntir do bhí na farradh?
4. Cionnas do chuáidh sé a steach go
tigh Dé, agus do ith sé arain na
hiodhbarta, nár chéaduighthech dó féin, ná
don droing do bhí na fochair oile, acht do
na sagartaibh a mháin?
*Exod. 29. 33. Levit. 8. 31. & 24. 9. Num. 28. 9. 5. Nó a nē nár léghabhair ann sa * dli-
ghedh, go mbrisid na sagairt ann sa tem-
poll an tsáoire lá na saboide, 7 go
bhfuilid neimhchiontach?
6. Ach

6. As a deirim ribh, go bfuil neach
is mó na an teampol ann so.
7. Agus dá mbeith a fhios agaibh
* Hoséa. 6. créd is ciall dó so, * is trócaire is
7. Caib. 9. áill leam agus ní hiodhbairt, ní dhaimnéo-
13. chadh sibh na dáoine neamhchiontacha.
8. Oir a tá mac an duine tighearna
na sábóide féin.
* Marc. 3. 9. * Agus tar éis imtheachta as sin
1. Lúc. 6. 6. dó, táinic sé dá sionagóig súd.
10. Agus féuch, do bhí duine ann ag
a raibh lámh seargtha: agus do fhios-
ruigheadar dhe, ag rádh, an cedaighthear
leigheas do dhéanamh ann sa tsáoire?
11. As a dubhairt seisean riu, cia a-
gaibhsi duine agá mbiadh áoncháora a
máin, agus dá dtuiteadh sí ann sa tsáoire
a bpoll, nach bhéaradh uirre, agus nach
dtóigébhadh a mós í?
12. A né nach mór is fearr duine na
cáora? ar a nadhbharsoin is cedaighthear
maith do dhéanamh ann sa tsáoire.
13. Ann sin a deir seisean ris an
duine agá raibh an lámh seargthaighe, sín
a mach do lámh, agus do sín: agus do
bhí sí ar na haisioc slán mar an lámh
eile.
14. Agus ar ndul a mach do na
phairisineachaibh, do chúadar a gcomhairle
na aghaidhsean, do chum go millfidís é.
15. Agus an tan do aithin Iósa
so, do imthigh sé as sin, agus do lean
slúagh mór é, agus do shlánaigh sé iád
uile.
16. Agus do rinne sé bagar orrtha
do chum nach dhéanaidís follus é.
17. Do chum go gcoimhlíonfaidhe an
ní a dubhradh tré Esaias fáidh, a deir:
* Isai. 42. 18. * Féuch mo sheirbhfoghantaidhe
1. féin, do thogh mé, mo ghrádh ó féin dá bfuil
toil mhór ag manam: cuirfidh mé mo spi-
oradh féin ann, agus innéosaidh sé breithe-
amhnus do na cineadhachaibh.
19. Ní dhéanaidh sé cennodhacht, ní dhéanaidh
sé éimhghe, agus ní chluinfidh neach ar bith
a ghuth ann na sráidibh.
20. Ní bhrisfidh sé giolcach bhrúite,
agus ní mhúchaidh sé líon do ní deatach,
nó go dtugaidh sé breitheamhnus chum
búadha:

21. Agus is ann ainmsean bhías
muinighin ag na cineadhachaibh.
22. * Tugadh chuige an tansoin dui- * Lúc. 11.
ne ann a raibh deamhan, do bhí dall, agus 14.
balbh: agus do shlánaigh sé é, ionnus
gur labhair an balbhán, agus go bfacaidh
an dall.
23. Agus do ghabh iongantus an
pobal uile, agus a dubhradar, a né nach
é so Críosd mac Dháibhi?
24. * Agus an tan do chúaladar * Caib. 9.
na pairisinigh [so,] a dubhradar, ní 34.
teilgeann an fearso na deamhain a mach,
acht tré Bheelsebub prionnsa na ndeamhan.
25. As an tan do aithin Iósa a
smúaintighthe, a dubhairt sé riu, gach
ríoghachd a tá roinnte na haghaidh féin,
biáidh sí na fásach: agus gach uile cha-
thair, nó teagh a tá roinnte na aghaidh
féin, ní seasfaidh sé.
26. Agus ma theilgeann diabhal,
diabhal a mach, a tá sé roinnte na aghaidh
féin: ar a nadhbharsoin cionnus sheasas
a ríoghachd na seasamh?
27. Agus más le cumhachtaibh Beel-
sebub teilgimsi a mach na deamhain, cia
lé a dteilgid bhur gclannsa a mach
[iád]? ann a nadhbharsoin beid siádsan
na mbreitheamhnaibh orraibhse.
28. As más lé spiorad Dé teil-
gimsi a mach na deamhain, táinic ríoghachd
Dé chugaibhsi go deimhin.
29. No cionnas is éidir lé héinneach
dul go tigh duine láidir, agus a ghnéis
tighe dfúadach leis, muna gceanglaidh sé
ar tús an duine láidir, agus ann sin
sladfaidhe sé a thigh.
30. Gidh bé nach bfuil leamsa, a tá
sé a maghaidh: agus gidh bé nach ccru-
inniugheann leamsa, scabaidh sé.
31. Air a nadhbharsoin a deirim ribh,
* go maithfighthear gach peacadh agus gach * Marc. 3.
blasphéime do na dáoinibh: gidheadh ní 28. Lúc. 12.
maithfighthear do na dáoinibh blasphéime 10. 1 Eóin.
a naghaidh an spioraid náoimh. 5. 16.
32. Agus gidh bé neach a dhéanaidh
focal a naghaidh mhic an duine, maithfidh-
thear dó é: as gidh bé neach laibhéoras
a naghaidh an spioraid náoimh, ní maithfidh-
thear dó é ann sa tsáoghalso, ná ann sa
tsáoghal a tá a teacht. 33.

33. Ceadaꞃ do ḋá ní, dénaiḋ an cꞃann maiṫ, aguſ a toꞃaḋ maiṫ: nó dénaiḋ an cꞃann lobṫa aguſ a toꞃaḋ lobṫa: óiꞃ iſ aſ a toꞃaḋ aiṫníġṫeaꞃ an cꞃann.

34. A ṡlioċt na naiṫꞃeaċ neiṁe, cionnaſ iſ éidiꞃ liḃ neiṫe maiṫe do labaiꞃt, ó a tá ſiḃ féin go holc? * óiꞃ iſ aſ anlán an ċꞃoiḋe laḃꞃuſ an ḃéul.

* Lúc.6.45.

35. Do ḃeiꞃ an duine maiṫ neiṫe maiṫe aſ ciſde maiṫ a ċꞃoiḋe: aguſ do ḃeiꞃ an ḋꞃoċḋuine ḋꞃoiċneiṫe aſ a ḋꞃoiċċiſde.

36. Aſ a deiꞃim ꞃiḃ go dtiobꞃaid na dáoine cúntaſ úaṫa lá an ḃꞃeiṫeaṁnuiſ aꞃ ſon gaċ díoṁbꞃeiṫꞃe díoṁáoinige dá laiḃeóꞃaid ſiad.

37. Óiꞃ iſ aſ do ḃꞃiaṫꞃaiḃ ſáoꞃfuiġṫeaꞃ tú, aguſ iſ aſ do ḃꞃiaṫꞃaiḃ daiṁeóntaꞃ tú.

* Caib.16. 38. * Ann ſin do ḟꞃeagꞃadaꞃ dꞃeam
1.Lúc.11. do na ſgꞃiobuiḋiḃ aguſ do na ṗaiꞃi-
* 1 Cor. ſínéaċaiḃ, ag ꞃáḋ, a Ṁhaiġiſdiꞃ iſ
1.22. mian linn comaꞃṫa ḋfaicſin uait.

39. Aſ aꞃ ḃfꞃeagꞃa dóſan, a dubaiꞃt ſé ꞃiu; iaꞃꞃuiḋ an geinealaċ olc aguſ adaltꞃannaċ comaꞃṫa: aguſ ní tiobaꞃṫaꞃ comaꞃṫa dóiḃ, aſ an comaꞃṫa úd Iónáſ an fáiḋ.

* Jonab. 40. * Óiꞃ maꞃ do ḃí Iónáſ a
1.17. mbꞃoinn an ṁíl ṁóiꞃ tꞃí lá aguſ tꞃí
hoiḋċe, iſ maꞃ ſin ḃiaſ mac an duine a gcꞃoiḋe na talṁan tꞃí lá aguſ tꞃí hoiḋċe.

41. Éiréoċaid luċt Niniué a mbꞃeiṫeaṁnuſ leiſ an ngeinealaċſo, aguſ
* Jonab. daiṁnéoċaid ſiad é: * óiꞃ do ꞃinne-
3.5. daꞃſan aiṫꞃiġe ag ſeanmóiꞃ Iónáſ: aguſ féuċ a tá neaċ iſ mó ná Iónáſ ann ſo.

* 1 Riogh. 42. * Éiréoċuiḋ banꞃioġan an tá-
10.1. oiḃe ḃuḋ ḋeaſ a mbꞃeiṫeaṁnuſ leiſ an ngeinealaċſo, aguſ daiṁnéoċuiḋ ſí é: óiꞃ tainic ſiſi ó leiṫimeluiḃ na talṁan ḋéiſdeaſ ꞃe heagna Sholaiṁ: aguſ féuċ, a tá neaċ aſ mó ná Solaṁ an ſo.

* Lúc.11. 43. * Aſ ċeana taꞃ éiſ dul don
24. ſpioꞃaid neaṁġlain aſ an duine a mach, ſioḃluiḋ ſé tꞃí ionadaiḃ tioꞃma, ag iaꞃꞃaiḋ ſuaiṁniſ: aguſ ní faġann.

44. A deiꞃ ſé an tanſoin, fillfiḋ mé dom ṫiġ féin, aſ a ttainic mé. Aguſ taꞃ éiſ teaċta ḋó, do ġeiḃ ſé folaṁ, ſguabṫa, deaġmaiſeaċ é.

45. Imṫiġiḋ ſé an tanſoin, aguſ do ḃeiꞃ ſé ſeaċt ſpioꞃaide eile iſ meaſa ná é féin leiſ: aguſ aꞃ ndul a ſteaċ áiṫꞃiġid ſiad ann ſin, * aguſ * Heb. 6.4.
iſ meaſa cꞃioċ deiġeanaċ an duine úd & 10.26.
ná a toſaċ: aguſ iſ maꞃ ſin teiġeaṁaſ don ḋꞃoiċġeinealaċſo. 2 Pead.2. 2.20.

46. Aguſ aꞃ mbeiṫ ḋó fóſ ag labaiꞃt ꞃiſ an bpobal, féuċ * do ſe- * Mar. 3.
ſadaꞃ a ṁaṫaiꞃ aguſ a deaꞃbꞃai- 31. Lúc.
ṫꞃeaċa a muiġ ag iaꞃꞃuiḋ labaꞃṫa 20.
ꞃiſ.

47. Aguſ a dubaiꞃt neaċ éigin ꞃiſ, féuċ, a tá do ṁaṫaiꞃ aguſ do ḋeaꞃbꞃaiṫꞃeaċa na ſeaſaṁ a muiġ ag iaꞃꞃaiḋ labaꞃṫa ꞃiot.

48. Aguſ aꞃ ḃfꞃeagꞃa dóſan a dubaiꞃt ſé ꞃiſ an té do inniſ [ſo] ḋó, cia hí mo ṁaṫaiꞃ, aguſ cia hiád mo ḋeaꞃbꞃaiṫꞃeaċa?

49. Aguſ aꞃ ſíneaḋ a láiṁe ċum a ḋeiſciobal ḋó, á dubáiꞃt ſé, féuċ mo ṁaṫaiꞃſi, aguſ mo ḋeaꞃbꞃaiṫꞃeaċa.

50. Óiꞃ gioḋ bé neaċ do ḋénaiḋ toil ṁaṫaꞃſa a tá aiꞃ neaṁ, a ſé ſo mo ḋeaꞃbꞃaṫaiꞃſi, aguſ mo ḋeiꞃḃſiuꞃ, aguſ mo ṁaṫaiꞃ.

## Caib. 13.

Aguſ aꞃ nimṫeaſ Dióſa a mac aſ an dtiġ an láſoin * do ſuiḋ ſé láiṁ ꞃiſ an * Mar.4.1.
ḃfaiꞃge.

2. Aguſ do ċꞃuinniġeadaꞃ ſluaiġte móꞃa ċuige, ionaſ aꞃ ndul a ſteaċ a luing guꞃ ſuiḋ ſé: aguſ do ſeaſ an ſluaġ uile aꞃ an dtꞃáiġ.

3. Aguſ do labaiꞃ ſé móꞃan ꞃiu a gcoſaṁlaſaiḃ, ag ꞃáḋ *, féuċ, do ċuaiḋ ſíolaḋóiꞃ a mac do ċuꞃ ſíl:

4. Agus ag cur an tsíl dó, do ṫuit cuid de ċois na sliġeaḋ: agus tangadar a néanlaiṫ, agus a dúadar é.

5. Agus do ṫuit cuid eile de a bfearan ċloċaċ mar naċ raiḃ mórán talṁan aige: agus do ḟás sé go lúaṫ do ḃriġ naċ ḃfuair sé doimneas na talṁan.

6. Agus ar néirġe don ġréin do dóiḋeaḋ é, agus ar son naċ raiḃ fréum aige, do ṡearg sé.

7. Agus do ṫuit cuid eile de eidir ṁuineaċ, agus do éirġe an muineaċ súas, agus do ṁúċ sé é.

8. Agus do ṫuit cuid eile de a dtalaṁ ṁaiṫ, agus tug sé toraḋ, cuid céud, agus cuid tri ficid, agus cuid eile a deiċ ficeaḋ.

9. Giḋ bé agá bfuil cluása ċum éisdeaċta, éisdeaḋ sé.

10. Agus tangadar a deisciobuil ċuige, agus a dubradar ris: créd fa labran tú riu a gcosamlaċtuiḃ?

11. Agus ar bfreagra dósan a dubairt sé riu, do ḃriġ gur ab daoibsi tugaḋ fios run diamra na rioġaċta neaṁḋa do beiṫ agaiḃ, agus nior tugaḋ dóibsean é.

* Caib. 25. 12. * Oir gioḋ bé neaċ agá bfuil

29. [ni], is dó do bérṫar, agus biaiḋ go leór aige: as gioḋ bé neaċ a tá gan ni, toigéabṫar úaḋ fós an ni a tá aige.

13. Air a naḋbarsoin labraim riu a gcosamlaċtaiḃ, oir gioḋ a tá raḋarc aca ni ḟaicid siad, agus gioḋ a tá éisdeaċt aca, ni ċluinid siad, agus ni ṫuigid siad.

14. Agus cóimlíontar ionnta fáiġeadóireaċt Esaiás, a deir, * le héisdeaċt do ċluinfiḋe, agus ni ṫuigfiḋe: agus ag aṁarc do ċifiḋe, agus ni buḋ léir dáoiḃ.

15. Oir a tá croiḋe an ṗobuilsi ar na reaṁruġaḋ, agus do ċualadar go bodar lé na gcluásaiḃ, agus do ċaoċadar a súile, deagla go bfaicfidis lé na súiliḃ, agus go gcluinfidis lé na gcluásaiḃ, agus go dtuigfidis lé na gcroiḋe, agus go bfillfidis, agus go leiġeósainnse iad.

* Isai. 6.9. Marc. 4.12. Lúc. 8.10. Eóin. 12.40. Gníomh artha na Nesbal 28.26. Rom. 11.8.

16. As as beannaiġṫe bur súilesi, do ḃriġ go bfaicid siad, agus bur gcluása, do ḃriġ go gcluinid siad.

17. Oir a deirimsi riḃ go fírinneaċ, * gur ab iomḋa fáiḋe agus fíréanaiġ lé ar ṁian na neiṫesi do ċiṫisi dfaicsin, agus ni ḟacadar; agus na neiṫe do ċluinṫi do ċloisdin, agus ni ċúaladar. * Lúc. 10. 24.

18. Air a naḋbarsom éisdiġ ré cosamlaċt an tsioladóra.

19. Cominionn●a agus éisdeas duine briaṫar na rioġaċta, agus naċ dtuigeann sé é, tig an droiċspiorad, agus fúadaiġe sé an ni do cuireaḋ ann a ċroiḋe: ag so an duine úd ann ar cuireaḋ an siol ċois na sliġeaḋ.

20. Agus an té úd ann ar cuireaḋ an siol a bfearann ċloċaċ, a sé súd an té do ċluin an briaṫar, agus ġabas ċuige é do láṫair maille re gairdeaċas:

21. As ni bfuil fréum aige ann féin, as fanuiḋ sé ar feaḋ tamaill: agus an tan ṫig triobulóid nó búaiḋreaḋ ar son na bréiṫre●ḃ ball do ġeiḃ sé oilbéim.

22. Agus an neaċ úd ann ar cuireaḋ an siol a measg an † ṁuiniġ, ag so an té do ċluin an briaṫar: agus múċaiḋ rocúram an tsaoġailsi, agus mealltóireaċt an tsaiḋbris an briaṫar, agus bi sé gan toraḋ. † no, deilgnigh.

23. Agus an té úd ann ar cuireaḋ an siol a bfearann ṁaiṫ, a sé so an té do ċluin agus ṫuigeas an briaṫar, agus iomċras toraḋ, agus do beir cuid céad, cuid tri ficid, agus cuid eile a deiċ ficeaḋ.

24. Do ċuir sé cosamlaċt eile ċuca, ag ráḋ, is cosṁail rioġaċt neiṁe ré duine do ċuir siol maiṫ ann a ḟearann:

25. Agus an tan do bádar dáoine na gcodlaḋ, tainic a náṁaid agus do ċuir sé cogal tríd an gcruiṫneaċt, agus do imṫiġ sé roiṁe.

26. Agus an tan do ḟás an gearbar, agus tug sé a ṫoraḋ, ann sin do ḟoillsiġ an cogal é féin.

27. As ar dteaċt do searḃfóġantaoiḃ

taoiḃ ḟir an tiġe, a duḃradar ris: a ṫiġearna, a né nach síol maiṫ do ċuir tú ann tḟearann? ⁊ a naoḃarsoin, caiṫ ar a bfaġann sé an cogal.

28. Agus a duḃairt seision riu, easgcara eigin do riñe so; agus a duḃradar na searḃḟoġantuiḋe ris, a náill leat ⁊ a naoḃarsoin go ndeachmáoisne agus go gcruinneochamaois a bfochair a ċéile iad?

29. Agus a duḃairt seisean riu, ní háill: ⁊ eagla ag cruinniuġaḋ an ċogail dáoiḃ go mbeanfaḋ siḃ an cruiṫneaċt ar a ḟreumaiḃ a naóinfeaċt ris.

30. Fulaingiḋ dóiḃ a náon fás no go ttí an fóġmar, agus a naimsir an ḟóġmair déarfa mise rém lucht búana, Cruinniġiḋ ⁊ túṡ an cogal, agus ceangluiḋ é na puñanaiḃ, do ċum a loisgṫe, agus cruinniġiḋ an cruiṫneaċt dom sgioból.

31. Do ċuir sé cosamlaċt eile ċuca
*Mar.4.30 ag ráḋ: * is cosmuil rioġaċt neime
Luc.13.19 ré gráinne mustaird do ġaḃ neach ċuige, agus do ċuir sé ann a ḟearann.

32. A sé go deimin as luġa do na huile síoltuiḃ: giḋeaḋ an tan ḟásas sé, a sé is mó do na luiḃeannaiḃ, agus do niṫear crann de: ionnas go ttigiḋ éanlaiṫ a naiéir, agus go ndéanaid a nid ann a ġéagaiḃ.

33. Do laḃair sé cosamlaċt eile riu:
*Luc.13. * as cosmail rioġaċt neime ré laiḃín
30. do ġlac bean, agus do folaiġ sí a ttrí peice mine, nó gur ġaḃ an tiomlán laiḃín.

*Mar.4.33 34. Do laḃair Iósa na neiṫesi uile ris an bpobal a gcosamlaċtaiḃ: agus níor laḃair sé riu ar a gcosamlaċtaiḃ.

35. Do ċum go gcoimlionfuiḋe an ní a duḃraḋ leis an bfáiḋ, a deir,
*Psalm. * osgeólaiḋ mé mo ḃéul tré cosam-
78.2. laċtaiḃ: noiṫfiḋ mé na neiṫe a tá folaiġṫe ó tosaċ an domain.

36. Air leigean an tsluáiġ uaḋ an tansoin, táinic Iósa a steaċ a ttiġ: agus tangadar a deisciobail ċuige, ag ráḋ: minig dúinne cosamlaċt ċogail an ḟearainn.

37. Agus ar bhfreagra dósan, a duḃairt sé riu, an té ċuireas an síol maiṫ, a sé mac an duine é.

38. Agus a sé an fearann an domhan, agus a sé an síol maiṫ clann na rioġaċta: agus a sé an cogal, clann an droichspioraid.

39. Agus an námaid do ċuir é, a
sé an diaḃal é: * agus a sé an fóġ- *Joel.3.13.
mar deireaḋ an tsáoġail, agus a si- Taisbeanadh Eóin.
ad na búanuiḋe na haingil.
14.15.

40. Agus amail mar ċruinniġṫear an cogal, agus loisgṫear é lé teinid: is mar sin biaḋ a ndeireaḋ an tsáoġailsi.

41. Cuirfiḋ mac an duine a aingil féin, agus cruinneóċaid siad as a rioġaċt gach uile sgandail, agus an dream do ní sgcóir:

42. Agus teilgfiḋ iad a núamain ⁊ deargla[s]aḋ: mar a mbia gul agus giosgán fiácal.

43. * Soillseóċaid na fíreunaiġ an *Dan. 12.
tansoin mar an ngréin, a rioġaċt a 3.
naṫar féin: giḋ bé agá bfuil cluása ċum eisdeaċta, éisdeaḋ sé.

44. Mar an gcéudna, is cosmail rioġaċt neime lé ciste ar na folaċ a bfearann: noch tar éis a faġála do foluiġ duine, agus tríd an ngáirdeaċus do ḃí ⁊ air a son, imṫiġiḋ sé agus reacaiḋ sé a bfuil aige uile, agus ceannuiḋ sé an fearannsoin.

45. A ris is cosmail rioġaċt neime le ceannuiġe áiriġṫe, iárras cloċa uaisle,

46. Agus ar bfaġáil aon ċloiċe uaisle mórluáiġe dó, do imṫiġ sé agus do reac sé a raiḃ aige uile, agus do ċeannaiġ sé í.

47. A ris is cosmail rioġaċt neime ré lion ar na teilgean ann sa bfairrge, agus ċruinniġeas dá gach uile sórt [éisg:]

48. Noch an tan do líonaḋ, do ṫairringeadar na [hiasgairiġe] ċum na tráġa, agus ar suiḋe dóiḃ, do ċruinniġeadar na héisg maiṫe a soiṫiġiḃ, as do teilgeadar na droiċéisg a maċ.

49. Is mar sin biaḋ a ndeireaḋ an

tsáoġail: racaid na haingil a mac,
agus delócaid na droċdaoine as lár
na bfírénac.
50. Agus teilgfid iad a nuamain
teineḋ: mar a mbiá gul agus gios-
gán fiácal.
51. A deir Iósa riu, nar tuigebar
na neitese uile? a deiridsion ris, do
tuigemar a tiġerna.
52. Agus a dubairt seisen riu, ar
a nadbarsoin gac uile sgrioba atá
foglomta cum na rioġaċta neṁda, is
cosmail é ré fer tiġe, do beir as a
ċisde neite nuada agus sen.
53. Agus an tan do ċrioċnaiġ
Iósa na cosamlaċtasa, tárla dó, gur
fágaib sé a náitsin.
*Mar.6.1. 54. *Agus an tan táinic sé dá
Lúc.4.16. duṫaiġ féin: do ṫeagaisg sé iad ann a
Sionagoig: ionas gur gab iongnad
mór iad, agus go ndubradar, cait a
bfuair an fearso a neagnaso, agus na
subailce.
*Eóin.6. 55. *A né nac é so mac an tsá-
24. oir? a né nac dá máthair goirtear Mui-
re, a né nac iad a dearbraitreaca
Séumas, agus Iósés, agus Simon, agus
Iúdas?
56. Agus a né nac bfuilid a deirb-
ṡeatraca uile eadruinne? uime a nadbar-
soin cait ann a bfuair sé iad so uile?
57. Agus fuaradar óilbeim ann-
*Mar.6.4. san: as a dubairt Iósa riu, *ni bfuil
Lúc.4.24. fáid fá neimċion, acht ann a duṫaid féin,
Eóin.4.44. agus ann a tiġ féin.
58. Agus ni dearna sé mórán mi-
orbuileaḋ ann sin uime son a micreidim.

CAIB. 14.

*Mar.6.14 SA an amsoin, *do ċualaid
Lúc.9.7. Iorúait an Tetrarca clú
Iósa.
2. Agus a dúbairt sé ré
na searbfoġantaiḃ, a sé so Eóin
baisde: déirġ sé ó marbaib, agus
is dá bríġ sin atáid subáilciġe ag
oibreaġad ann.
*Lúc.3.19. 3. *Oir do ġlac Iorúait Eóin,

agus do ċeangail sé é, agus do ṫeilg
sé a bpriosún é ar son Herodias, mná
Philib a dearbráṫar féin.
4. Oir a dubairt Eóin ris, *ni dlig- *Levit.18.
teac duit a beiṫ agad. 16. & 20.
5. Agus an tan do bud mian leis 21.
a ċur ċum báis, do bí eagla an pobail
air, *óir do bí meas fáide aca air [Eóin.] *Caib.21.
6. Agus an tan do bí sóllamain 26.
an láoi ann a rugad Iorúait dá dénam,
do riñe ingean Herodias dámsa na
bfiadnaisi: agus do taitin si ré Hio-
rúait:
7. Ionas gur ġeall sé maille lé
mionnaib go dtiobrad sé di gioḋ bé ar
biṫ ni do iárrfad si.
8. Agus air bfaġail teagaisg ó na
máthair di, a dubairt si, tabair dam ann
so ceann Eóin baisde air méis.
9. Agus do gab doilġeas an ri:
as ar son a mionn agus na muintire do
bí na suide na ḟocair ann, do aitin sé a
tabairt [di.]
10. Agus ar gcur [fir diceannta]
uád, do bean sé a ċeann Deóin ann sa
priosún.
11. Agus tugad a ċeann air méis,
agus tugad don ċailín é, agus tug
sisi dá máthair é.
12. Agus tangadar a deisciobail
an tansoin, agus rugadar a corp leó,
agus do adlacadar é, agus tanga-
dar agus do innisedar [sin] Dhiosa:
13. *Agus an tan do ċualaid Ió- *Mar.6.32.
sa so, do ċuaid sé as sin a luing a Lúc.9.10.
monad fásamail air leit: agus an tan
do ċualaid an pobal sin, do leanadar
dá gcois é ó na caitreaċaib.
14. Agus ar ndul a mac Dhiosa,
do ċonnairc sé coimtionól mór, agus do
gab truaiġe mór dóib é, agus do slá-
naiġ sé a ndáoine easlána.
15. *Agus an tan táinic deireaḋ *Mar.6.35.
an láoi, tangadar a deisciobuil ċuige, Eóin.6.5.
ag rád, ait fásamail so, agus do
ċuaid a naimsear tarainn ceana: leig
uáit an sluag, do ċum go nimṫeocaidis
do na bailtib, agus go gceannoċaidis
biad dóib féin.
16. As a dubairt Iósa riu, ni ricid
siad

ſiad a leaſ imṫeaſ: tabhraiġſi dóib ní
lé na iṫe.
17. Aguſ a dubhradarſan riſ, ní
bfuil again an ſo aċ cúig aráin aguſ
dá iaſg.
18. Aſ a dubhairt ſeiſean riu, tab-
raiḋ ċugamſa iad an ſo.
19. Aguſ ar na aiṫne don ṗobal
ſuiḋe air an bféur, aguſ ar nglacaḋ
na gcúig naráin aguſ an dá iaſg, ag
féaċain ſuaſ air neam, do beannaiġ ſé, a-
guſ ar na mbriſeaḋ tug ſé na haráin
do na deiſciobluib, aguſ [tugadar]
na deiſciobail don tſluaġ [iad.]
20. Aguſ a dúadar uile [ní], aguſ
do ſáiſġeaḋ iad: aguſ do ṫógbadar
lán dá ċliab déag don bhiaḋ briſde do
bí dfoirġeall aca.
21. Aguſ an muintir do bí ag
iṫe, do bádar a dtimċeall cúig míle
fear, leiṫ a muig do mnáib aguſ do
leanbaib.
22. Aguſ air ball do ċuir Ióſa dfi-
aċaib ar a deiſciobluib dul a luing ⁊
dul roimhe féin don táoib oile, no go
léigeaḋ ſé an pobal uaḋ.
*Mar.6.46 23. * Aguſ an tan do léig ſé an
pobal uaḋ, do ċuaiḋ ſé ſuaſ air ſliab
*Eóin.6. na áonar do ḋénam urnuiġṫe, aguſ an
16. tan do bí deireaḋ an láoi ann, do bí ſé
an ſin na áonar.
24. Aguſ do bí an long fá a nám-
ſoin a meaḋón na fairge, dá teilgean
a nunn aguſ a nall ag na tonnaib: óir
do bí an ġáoṫ na naġaiḋ.
25. Aguſ a gcionn an ceaṫramaḋ
faire do noiḋċe do ċuaiḋ Ióſa ċuca,
ag ſiobal air an bfairge.
26. Aguſ an tan do ċonncadar a
deiſciobail é ag ſiobal air an bfairge, do
bádar air na mbuaiḋreaḋ, ag ráḋ, iſ
góſda é: ⁊ do eiġeadar lé heagla.
27. Aguſ do labair Ióſa riu air an
mball, ag ráḋ, bioḋ meiſneaċ maiṫ a-
gaib: iſ miſi a tá ann, na bioḋ eagla
oraib.
28. Aguſ tug Peadar freagra
air, aguſ a dubhairt ſé, a tigearna máſ tú
a tá ann, aitim ðiomſa dul ċugaḋ air na
huiſgiḋib.
29. Aguſ a dubhairt ſeiſean, tárr:
aguſ an tan do ċuaiḋ Peadar ſioſ aſ
a luing do ſiobail ſé ar na huiſgiḋib,
do ċum teaċt go Ióſa.
30. Aſ an tan do ċonnairc ſé an
ġaoṫ láidir, do ġab eagla é: aguſ a
nuair do tionnſgain ſé dul a nioſar, do
ſgreaḋ ſé, ag ráḋ, a tigearna fóir
orum.
31. Aguſ ar ſíneaḋ a láiṁe ar an
mball Ióſa, rug ſé air, aguſ a deir
ſé riſ, a fir an ċreidim big, créd far
ġab cunntabhairt tú.
32. Aguſ an tan do ċuadar a
ſteaċ ann ſa luing, do ċoiſg an ġáoṫ.
33. Aguſ tangadar an luċt do bí
ſa luing, aguſ donóruiġeadar é, ag
ráḋ, go fírinneaċ iſ tuſa mac Dé.
34. Aguſ an tan do ċuadar *Mar.6.53.
tar uiſge, tangadar go talam Ge-
néſaret.
35. Aguſ an tan do aiṫniġeadar
luċt na háiteſin é, do ċuireadar fioſ
air feaḋ na tíreſin uile ar gaċ táoib
díob: aguſ tugadar gaċ a raib eaſlán
ċuige.
36. Aguſ do ċuireadar impiḋe air,
go mbuaínfidiſ lé himeal a ſoluiġ a
ṁain: aguſ an méid díob do bean, do
ſlánaiġeaḋ iad.

## CAIB. 15.


AN ſin * tigid Sgriobuiġe * Mar.7.1.
aguſ Phairiſiniġ ó Iéruſa-
lém go Ióſa, ag ráḋ.
2. Créd fá a ſáruiġid
do deiſciobailſi gnáṫu-
ġaḋ na ſinnſear? óir ní ionnlaid ſiad a
láma a nuair itid arán.
3. Aguſ ar bfreagra dóſan a dub-
hairt ſé riu, créd fá ſáruiġeann ſibſi leiſ,
aiṫne Dé, lé bur ngnáṫugaḋ féin?
4. Oir tug Dia aiṫne, ag ráḋ, * Exod.20.
* Onóruiġ haṫair aguſ do maṫair. * A- 12. Deut.5.
guſ giodh bé mallóċaſ a aṫair nó a ma- 16.
ṫair, cuirṫear ċum báiſ é. * Exod.21.
5. Aſ a deirtiſi giodh bé neaċ 17. Levit.
a deara ré na aṫair nó ré na 20. 9: Probh. 20.
maṫair, 20.

* Marc. 7. maṫair, * gaċ tabartus dá dtugmaisi
11. uaim, raċaidh sé a dtarba dhuitsi: agus
ní onóraidh sé a aṫair nó a ṁaṫair.
6. Agus [mar sin] do ċuirebhair a
neimmbrigh aiṫne Dé tré bhur ngnaṫu-
ghadh féin.
7. A luċt an ḟuarċrábhaidh, is maiṫ
do riṁe Esaias fáighdóireaċt bhar dtim-
ċeall, ag rádh,
*Isa.29.13. 8. * Druidid an pobalsa leamsa lé
na mbéul, agus onóraighid me lé na
bpusaibh: as ċeana is fada uaim atá a
gcroidhe.
9. Aċt is a ndíomhaoineas onóruighid
siad misi, ag teagasg aiṫeanta na ndá-
oine mar ṫeagasg.
*Mar.7.14 10. Agus ar ngairm an tslóigh, a
dubhairt sé riu, éisdigh agus tuigidh.
11. Ní hé an ní ṫéid a steaċ ann sa
mbéul salċas an duine, aċt an ní ṫig
as an mbéul, a sé so salċas an
duine.
12. Ann sin tangadar a dheisciobh-
bail ċuige, agus a dubhradar ris, a né
naċ dtuigeann tú go bhfuaradar na Pha-
risínigh do ċuala an glórsa oilbéim
[ann?]
13. Agus ar bhfreagra dhósan, a
* Ecin.15. dubhairt sé, * gaċ uile planta naċ ar
2. ċuir maṫair neaṁdhasa, beanfuiġṫear as a
frémhaċ é.
* Lúc.6.39 14. Léigidh dhóibh féin: * is eolui-
ġṫe dalla a gcionn dall iad, agus ma
ṫreoruigheann dall dall eile, tuitfid a
ráon sa dig.
*Mar.7.17 15. * Agus ar bhfreagra do Phea-
dar, a dubhairt sé ris, minigh dhúinne an
cosamhlachtsoin.
16. Agus a dubhairt Iósa, an bhfuil-
tisi leis fós ainbhfeasaċ?
17. A né naċ dtuigṫisi fós, giodh
bé ní ṫéid a steaċ ann sa mbéul, go
dtéid sé sa mbolg, agus go dteilg-
ṫear as sin don ċamra é?
18. Aċt na neiṫe ṫéid a maċ as an
mbéul, is as an gcroidhe ṫigid siad,
agus is siad sin salċas an duine.
* Gen 6.5. 19. * Oir is as an gcroidhe ṫigid
& 8.21. na droċsmuaintighṫe, dúnmarbhadh, adhal-
tranas, striopaċas, gadaidheaċt, fiag-
naise bréige, blaisféimighe.
20. Is iadso na neiṫe salċas an
duine: aċt biadh diṫe lé láṁaibh gan
ionnladh, ní salċann sé an duine.
21. * Agus ar ndul Díosa as sin, *Mar.7.24
do ċuaidh sé go leiṫimlibh Thírus agus
Shidon,
22. Agus féuċ, táinic bean do Chá-
nan ó na ċríoċaibh sin, agus do éigh sí,
ag rádh ris, dénna trócaire oram a ṫi-
ġearna, a ṁic Daibi, a tá mingean ar na
buaidhreadh go mór ó dheaṁan.
23. Aċt ní ṫug seisean freagra ar
biṫ uirṫe, agus tangadar a dheiscio-
bail ċuige, agus do iárradar air, ag
rádh, cuir uait í: óir a tá sí ag éighe
ar ndiaigh.
24. Agus ar bhfreagra dhósan, a
dubhairt sé,* níor cuireadh misi aċt do ċum * Caib.10.
ċaoraċ tighe Israél do ċuaidh ar seċ- 6.
rán.
25. Gidheadh táinic sisi agus do
riṁe sí sléuċdain dó, ag rádh, a ṫighearna
fóir orum.
26. Agus ar bhfreagra dhósan, a
dubhairt sé, ní cóir arán na cloinne do
ġlacadh, agus do ṫeilgean ċum na
ngadhar.
27. Aċt a dubhairt sisi, is fíor sin
a ṫighearna: gidheadh fós, iṫid no coilén
cuid don sbruileaċ ṫuitios ó bhord a
dtighearnadh féin.
28. Ar bhfreagra Díosa an tan-
soin, a dubhairt sé ria; ó a bhean is mór
do ċreideamh, teagmhadh duit mar is toil
leat: agus do bhí a hinghean slán ó a nú-
airsin a maċ.
29. * Agus ar nimṫeaċt Díosa as *Mar.7.31
sin, táinic sé láimh ré fairrge na Gai-
lelé: agus an tan do ċuaidh sé suas
ar sliabh, do suidh sé ann.
30. * Agus do ċuadar sluaighṫe * Isai.35.
móra ċuige, agá rabhadar bacaigh, 5,6.
doill, balbháin, dáoine ciontuigṫeċa,
agus mórán eile: agus do ṫeilgeadar
fa ċosaibh Iósa iad: agus do slánaigh
sé iad.
31. Ionnas gur ġabh iongantus an
sluag, an tan do ċonncadar na bal-
báin ag labhairt, agus na dáoine cion-
tuigṫeċa

tinneċa slán, na bacaiġ ag siobal,
agus a radarc ag na dallaib: agus
tugadar gloir do Dhia Israél.
*Mar.8.1. 32. * Agus ar ngairm a ḋeisciobal
ċuige Diósa, a dubairt sé, a tá
trúaiġe agam don tsluaġ: oir do ḟa-
nadar a nois ré trí lá am ḟoċair, agus
ni ḃfuil ni aca do iósaidis: agus ni
háill lem a leigen uaim na dtroscaḋ,
deagla go raċdáis a nanḃfaine ar a
tsliġe.
33. Agus a deiriḋ a ḋeisciobail
ris, cia a nait as a ḃfuiġemáois ar
an ḃfásaċ a noireadsein daran, lé a
saiseócamáois a ċommór so do ṡlú-
aġ?
34. Agus a deir Iósa riusan, gá
ṁéd aran a tá agaib? agus a dub-
radarsan, a seaċt, agus beagan diás-
gaib bega.
35. Agus do aiṫin seisean don
tsluaġ suiḋe sios ar an dtalam.
36. Agus ar nglacaḋ na seaċt na-
rán agus na niasgroin dó, ag tabairt
buiḋeċais, do ḃris sé [iad], agus tug
sé dá ḋeisciobluiḃ féin; agus [tu-
gadar] na deisciobail don tsluaġ
[iad.]
37. Agus do iṫeadar uile [ni], agus
do sásuiġeaḋ iád: agus do ṫógbadar
lán seaċt gcliaḃ dfuiġeall do biáḋ
brisde.
38. Agus do bádar an lucht a dú-
aiḋ [é] ceiṫre ṁile fear, leiṫ a muiġ do
ṁnáib agus do leanbaib.
39. Agus ar léigen an tsluaiġ
uaḋ, do ċuaiḋ sé a luing, agus tainic
sé go leiṫimlib Mhagdala.

---

## CAIB. 16.



*Mar.8.11 Lúc.12.54. Agus * ag teaċt do na Phairi-
sineaċaib agus do na Saduġ-
ċineaċuiḃ, a cur ċaṫuiġṫe
air, do iárradar air com-
arṫa do ṫaisbénaḋ ó neaṁ
dóib.
2. Agus ar bḟreagra dóson a dub-
airt sé riu, an tráṫ ṫig deireaḋ an láoi
a deartaoi, [biaiḋ sé] na soinean: óir a
tá an taieor dearg.
3. Agus ar maidin, [biaiḋ] droċ-
aimsear aniu: oir a tá an taiéar
ag deargaḋ [agus] ag dorċuġaḋ. A
luċt an ḟuarċrábaiġ, is éol dáoib gnúis
a naiéar do breaṫnuġaḋ: acht a né nac
éidir lib comarṫuiḋe na naimsearaċ [do
ṫuigsin?]
4. Iárraiḋ an droiċċineaḋ adal-
tranaċ comarṫa: agus ni tiobarṫar
comarṫa dó, acht comarṫa Iónás an
fáiḋ, agus ar ndealuġaḋ riu, do imṫig
sé.
5. Agus an tráṫ ṫangadar a
ḋeisciobail a dtír ann sa ṗort ṫall,
do ḋearmadar arán do breiṫ [léo.]
6. Agus a dubairt Iósa riu, tab-
ruiḋ dá bur naire agus coimeaduiḋ sib
ó laibin na bhPhairisineaċ agus na Sadu-
ċineaċ.
7. As do ṫagradarsan eatorra
féin, ag ráḋ, is ar son naċ dtuga-
mar arán linn.
8. Agus ar na ṫuigsin sin Diósa
a dubairt sé riu, a luċt an ċreidim big,
créd fá a dtagartáoi eadraib féin,
gur ab ar son naċ dtugabair arán lib?
9. * A né naċ dtuigṫi fós, no naċ *Caib. 14. 17.
ccuiṁniġṫi na cúig arán na gcúig ṁile
fear, agus ga ṁéd cliaḃ do ṫógab-
air?
10. * Nó na seaċt narán na gceiṫ- *Caib. 15. 34.
re ṁile fear, agus ga ṁéd cliaḃ do
ṫógabair?
11. Cionnas naċ ttuigṫi naċ a
dtimċeall aráin a dubairt mé rib, bur
naire do ṫabairt ḋáoib ar laibin na
bhPhairisineaċ, agus na Saduċineaċ?
13. Agus ar dteaċt Diósa go cri-
oċaib Shesária Philippi, do ḟiafruiġ
sé dá ḋeisciobluiḃ, ag ráḋ, * Créd a *Mar. 8. 27.
deir na dáoine, cia misi mac an dui- Lúc. 9. 18.
ne?
14. Agus a dubradarsan, a dei-
riḋ cuid diob gur ab tú Eóin baisde,
agus cuid eile Elias, agus cuid eile
Ieremias, nó son do na fáidib.
15. A deir seisean riu, acht créd a
deir sibsi cia mé?

16. Agus

16. Agus ar bhfreagra do Shimón
* Eóin. 6. 69. Peadar a dubhairt sé, * is tusa Crí-
osd, mac Dé bhí.
17. Agus ar bhfreagra Díosa an
tráthsoin a dubhairt sé ris: as bean-
naighthe thú, a Shimóin mic Ióna, oir ní
feóil ná fuil do foillsigh [sin] duit, acht
m'athairsi a tá ar neamh.
* Eóin. 1. 42. 18. Agus a deirimsi riot, * gur
ab tusa Peadar, agus gur ab ar an
gcarraigsi tóigeabhus misi méaglais
féin: agus nach bhfuighid geatuidhe ifeirn
buaidh uirthe.
* Eóin. 20. 23. 19. * Agus do bhéara mé dhuit eoch-
racha na ríoghachta neamhdha, agus gidh
bé ní cheingeólus tú ar talamh, biáidh
sé ceangailte ar neamh: agus gidh bé
ní sgáoilfeas tú ar talamh, biáidh sé
sgáoilte ar neamh.
20. Ann sin do aithin sé dá dheisci-
oblaibh gan innsin déin neach, gur bhé
féin Iósa Críosd.
21. O a núairsin a mach do thionn-
sgain Iósa a foillseaghadh dá dheiscio-
blaibh gur ab éigin dó dul go Hierusa-
léim agus mórán dfulang ó na sinnsea-
raibh agus ó uachtaránaibh na sagart, a-
gus ó na sgríobhuidhibh, agus bás dfu-
lang, agus eiséirghe an treas lá.
22. Ach do ghab Peadar é, 7 do
thionnsgain sé achmusán do thabhairt
dó, ag rádh: a bhfad uaidhe sin, a thi-
ghearna: ní theigeabha so duit se.
23. Ach ar gcasadh dósan a dubh-
airt sé re Peadar, imthigh am dhiaigh a
Shatáin, is scandail damh thú: oir ní
thuigeann tú na neithe [bheanas re] Dia,
ach na neithe [bheanas re] dáoine.
* Caib. 10. 38. Mar. 8. 34. 24. A dubhairt Iósa an tansoin re
na deisciobluibh, más áill le neach teacht
am dhiaighsi, diultadh sé dhó féin, agus
tógbhadh sé a chros, agus leanadh se
misi.
25. Oir gidh bé neach le nab mian
a anam féin do chumdach, caillfidh sé é,
agus gidh bé neach chaillfeas a anam
ar mo shonsa, do gheabha sé é.
26. Oir créd é a tarbha do dhuine
dá ngnóthaigheadh sé an domhan uile, a-
gus a anam féin do leigean a mugha?
no créd i an malairt do bheuradh duine ar
son anma féin?
27. Oir tiocfaidh mac an duine a
ngloir a athar féin maille le na ain-
glibh: * agus do bhéara sé an tráthsoin * Psalm. 62. 12. Róm. 2. 6.
dá gach neach do réir a ghníomhartha.
28. Go firinneach a deirimsi ribh * go
bhfuil cuid don lucht a tá no seasamh ann * Mar. 9. 1. Lúc. 9. 27.
so, nach blaisfidh bás no go bhfaicid
mac an duine ag teacht ann a ríoghachd
féin.

## CAIB. 17.

Agus * a gcionn sé lá beiridh * Mar. 9. 2. Lúc. 9. 28.
Iósa Peadar agus Séumas
agus Eóin a dhearbhráthair,
agus treóruighidh sé iad ar
leith go sliabh árd.
2. Agus do hathruigheadh a chruth an
a bhfiadhnuisi, agus do deallruigh a agh-
aidh mar an ngréin, agus do rinneadh a
éudaighe geal mar an solas.
3. Agus féuch, do taidhbhrigheadh
dóibh Máoise, agus Elias, a comhrádh
ris.
4. Agus ar bhfreagra do Phea-
dar a dubhairt sé re Híosa, a thighear-
na is maith dhúinn beith ann so: mas áill
leat, dénam trí bhotha ann so, both duit-
si, both do Mháoisi, agus both Dhelias.
5. * Sul do sguir seisean do la-
bhairt, féuch, do theilg néull soillseach * 2 Pheadair. 1. 17.
sgáile orrtha: agus féuch, [táinic]
guth as an néull ag rádh, ag so an mac
gráduch úd agamsa, an a bhfuil mo thoil
maith: éisdig ris.
6. Agus an tráth do chualadar na
deisciobuil [so,] do thuiteadar ar a ngh-
aidh, 7 do ghab egla romhór iad. * Lúc. 1…
7. Agus ar dteacht Díosa do bhean
sé riu, agus a dubhairt sé, éirgidh,
agus na bíodh eagla oruibh.
8. Agus ar dtógbháil a súl dóibh,
ní fhacadar éin neach, ach Iósa na áonar.
9. Agus an tráth thangadar a nú-
as don tsliabh, do aithin Iósa dhíobh, ag
rádh, na hinnisidh déinneach an ní do taidh-
bhriodheadh dáoibh, no go néirghe mac an
duine ó marbhaibh. 10. Agus

10. Agus do ḟiafruiġedar a deis- ciobail deisen, ag ráḋ, * mased créd fa a nabraid na Sgriobṫuiḋe, gur ab éigin Elias do teaċt ar tús?

*Caib. 11. 14. Marc. 9. 11.

11. Agus ar bfreagra Dhiosa a dubairt sé riu, tiocfuiḋ Elias gó fí- rinneaċ ar tús, agus aiseoċuiḋ sé gaċ éinni:

12. Aċt a deirimsi riḃ go dtáinic Elias ċeana, agus naċ ar aiṫniġedar é, aċt go ndearnadar a dtoil féin ris: is mar sin ḟuilēongas mac an duine mar an gcedna uáta.

13. Do ṫuigedar na deisciobuil an sin gur ab a dtimċeall Eóin baisde do labair sé riú.

*Mar. 9. 17 Lúc. 9. 38.

14. * Agus an tan tangadar a gceann an ċoimṫionóil, do ċúaiḋ neaċ ai- riġe ċuige, ag sleuċtuin ar a ġlúinib dó,

15. Agus ag ráḋ, a ṫiġearna déna trocaire ar mo ṁac, oir bíḋ sé tinn lé goin na Ré, agus is mór dolc ḟuilnges sé: óir tuitiḋ sé a dteniḋ go minic, agus a nuisge go minic.

16. Agus do ṫug mé dod ḋeisci- obluiḃsi é, ⁊ níor ḟéadadar a leiġes.

17. Agus ar bfreagra Dhiosa a dubairt sé, a ċineaḋ dóċreiduiġ gan ċreideam, gá fad fós bias mé bar bfo- ċair? gá fad fós ḟuilēongas mé sib? tabruiḋ ċugamsa ann so é.

18. Agus do sprēg Iosa an deam- an, agus do imṫiġ sé as: agus do bí an leanab slán ó núair sin a maċ.

19. Ar dteaċt do na deisciobluiḃ ċum Iosa an tráṫsoin fa leiṫ, a dub- radar, créd é an fáṫ naċ ar ḟéadamair- ne sinn do ṫeilgean a maċ?

20. Agus a dubairt Iosa riú, ar son bur miċreidim: óir a deirim

*Lúc. 17. 6.

riḃ go firinneaċ: * dá mbeiṫ oired re gráinne musdaird do ċreideam agaiḃ, a déarṫaoi ris an sliabsa, aṫruiġ as so ann sud a nunn: agus aṫruċaiḋ sé: agus ni bia ní ar biṫ naċ buḋ éidir liḃ.

21. Aċt ċeana ni ṫéid an sórt [dea- manso] a maċ. aċt lé hurnuiġṫe agus lé trosgaḋ.

22. * Agus ar ndéanam coṁnuiġe ann sa Ghaliléa dóib, a dubairt Iosa riu, do bḟéartar mac an duine a láṁaib na ndáoine.

* Caib. 20. 17. Mar 9. 31. Lúc. 9. 44.

23. Agus muirḃfid siad é, aċt an treas lá eiseóċaiḋ sé: agus do gab doḃrón romór iadsan.

24. Agus ar dteaċt dóib go Capear- náum, tangadar luċt na † cíoscána do ġlacaḋ, go Peadar: agus a dubradar, naċ iocann bur maiġistirsi an cíos- ċáin?

† Didrachma, ceathramh unsa. i. cuig pighinne deug.

25. A deir seisean, íocuiḋ: agus an tráṫ do ċúaiḋ sé a steaċ don tiġ, do labair Iosa ris-sean ar tús, ag ráḋ, créd í do barāmhailsi a Shimóin? cia ar a dtógbuiḋ ríġṫe na talman cíos, nó cánáċas? an ó na gcloinn féin? nó ó ċoiṁṫiġe?

26. A deir Peadar ris, ó ċoiṁ- ṫiġe: a dubairt Iosa ris. ar a naḋbar- soin a táid an ċlann sáor.

27. Aċt ionnas naċ dtiobramáois oilbéim dóib, imṫiġsi ċum na fairrge, agus teilg [innte] dubán: agus tóg an céidiasg ṫiocfas a mós: agus ar nosglaḋ a ḃéoil, do ġeba tú † pió- sa airgid: glac sin agus tabair dóiḃ é ar mo sonsa agus ar do son féin.

† Stater, leath unsa, nó, 30. pighinne.

Caib. 18.

*Mar. 9. 33 Lúc. 9. 46.

A* Núair sin tangadar a deis- ciobuil ċum Iosa, ag ráḋ, cia is mó ann sa rioġaċt ne- aṁḋa?

2. Agus ar ngairm léinib big ċuige Dhiosa, do ċuir sé ann a lár- san é.

3. Agus a dubairt sé, go firinneaċ a deirim riḃ, * muna filltí, agus mu- na beiṫí mar leanbána, naċ raċḋaoi a steaċ don rioġaċt neaṁḋa.

* Caib. 19. 14. 1 Cor. 14. 20.

4. Ar a naḋbarsoin gioḋ bé isle- oċus é féin mar an leanbánso, a sé sin is mó a rioġaċt neiṁe.

5. Agus gib bé neaċ ġebus ċuige éinleanbán dá leiṫid so am ainmsi, gab- uiḋ sé misi ċuige.

* Mar. 9. 6. * Agus gidh bé neach bhéaras oil-
24. Lúc. béim dhéinneach don mhuinntir bhigsi chreideas
17. 1. ionnamsa, do bfearr dhó cloch mhuilinn do
chrochadh fa na mhuinél, agus a bháthadh a
ndoimhnes na fairrge.
7. Is mairgneach don domhan ar son
oilbhéimeann, oir is éigin do na hoil-
béimeannaibh teacht: acht chena is aná-
ibhinn don duine tré a dtig an toil-
béim.
* Caib. 5. 8. * Agus má bheir do lámh no do chos
30. Mar. adhbhar oilbhéime ort, gearr díot agus
9. 45. teilg uait [iad]; is fearr dhuit dul a
steach don bheathaidh ar leathchois nó ar
leathláimh, ná dá láimh agus dá chois do
bheith agad agus do theilgean ann sa teine
shíorruidhe.
9. Agus má bheir do shúil adhbhar
oilbhéime ort, bean asad agus teilg
uait í: is fearr dhuit dul don bheathaidh
ar leathshúil, na dhá shúil do bheith agad
agus do theilgean a dteinidh ifirn.
10. Tabhraidh dá bhur nuidhe nach dtá-
bharthaoi tarcuisne ar éinneach don mu-
inntir bhigsi: oir a deirim ribh go bhfai-
cid a naingilsion ar neimh do ghnáth aghaidh
mhathairse a tá ar neimh.
* Lúc. 19. 11. * Oir táinic mac an duine do
10. shábháil an neithe do chuaidh a mugha.
12. Créd do chítear dáoibh? dá mbeith
* Lúc. 15. 4. ced * caora ag aonduine, agus go ra-
chadh aonchaora díobh ar seachrán, a né nach
bhfágbhadh sé na naoi gcaoiridh déag agus
ceithre fichid, agus nach rachadh sé ar
na sléibhtibh d'iarraidh [na caorach] do
chuaidh ar seachrán.
13. Agus ma theagmhann go bhfagann
sé í, a deirimsi ribh go firinneach gur ab
mó a luathghair trithe, ná ar son na
náoi gcaorach ndéag agus ceithre fichid
nach deachaidh ar seachrán.
14. Mar an gcéadna ni hí toil bhur
nathairsa a tá ar neimh, go rachadh éin-
neach do na daoinibh beagasa a mugha.
* Levit. 15. * Agus má pheacuigheann do dhearbhrá-
19. 17. thair ad aghaidh, imthigh agus spreag é e-
Lúc. 17. 3. adrad féin agus é féin a mháin: agus
má éisdeann sé riot, do ghnodhuigh tú do
dhearbhráthair.
16. Agus muna éisde sé riot, beir
leat fós duine no dhías eile; * do chum * Deut. 9.
go mbiadh gach éinni seasmhach a mbéul 15. Eóin.
dhísi no thriur dfiadhnuisibh. 8. 17.
17. Agus ma dhiultann sé iadsan 2 Cor. 13. 1.
dhéisdeacht, innis do neaglais: 7 ma dhiul- Abbruigh.
tann sé a neaglais dhéisdeacht, * bíodh mar 10. 28.
phagánach 7 publiocán agad é. * 1 Cor. 5. 9.
18. Go firinneach a deirimsi ribh, * gidh 2 Thess. 3.
bé ar bith neithe cheangólthaoi ar talamh, 14. * Eóin. 20.
biaidh siad ceangailte ar neimh, agus 23. 1 Cor.
gidh bé ar bith neithe sgaoilfidhe ar ta- 5. 4.
lamh, biaidh sgaoilte ar neimh.
19. A ris a deirim ribh má theagmhann
dhías agaibh ar aonfhocal ar talamh, a
dtimcheall gach uile ni iarrfaid siad,
go bhfuighid siad é ó mhathairse a tá ar
neamh.
20. Oir gidh bé áit ann a bhfuilid dí-
as nó triur ar na gcruinneaghadh ann
ainmsi, a táimsi ann sin ann a lár súd.
21. Ar ndul do Pheadar chuige an
tráth soin, a dubhairt sé, a thighearna, gá
a mhionca do dhéanadh mo dhearbhráthair coir
a mhaghaidh, agus maithfeas mé dhó? * an * Lúc. 17.
go nuige an seachtmhadh huair? 4.
22. A deir Iósa ris, ni abraim ri-
ot gus an seachtmhadh huair [a mháin,] acht
go soithe seachtmhoghad seacht nuaire.
23. Ar a nadhbharsoin is cosmhail ri-
oghacht neimhe ré rí áirighthe, léar bháill
cuntas do dhéanamh ré na sheirbhfoghantuidh-
ibh.
24. Agus an tráth do thionnsgain
sé cuntas do dhéanamh, tugadh chuige neach
dár dhligh sé deich míle † tallann. † Tallann,
25. Agus an tan nar bhéidir leis 750 unsa
na fiachaso íoc, do áithn a thighearna, airgid.
é féin, agus a bhean, agus a chlann, 7
a raibh aige don tsaoghal do reic, do
chum na bhfiach do dhíol.
26. Ar a nadhbharsoin ag dhéanamh
úmhla don tseirbhfoghantuidhe sin do iarr
sé athchuinghidh air, ag rádh, a thighearna,
déanadh foighid riom, agus do bhéara mé an
tiomlán duit.
27. Ann sin ar ngabháil truaighe
moire tighearna a nóglaoich úd, do
léig sé uadh é, agus do mhaith sé na fi-
acha dhó.
28. Agus ag dul a mach don tse-

arbhfo-

arbfoġantaiġ úd, fuair sé son dá
ċomhseirbfoġantaiḃ féin, dar dliġ sé
céd pigin: agus ar na ḟostaḋ rug
sé ar sgórnaiġ é ag ráḋ, díol rium
an ní dliġeas tú.
29. Agus ag tuitim dá ċomhseir-
bfoġantaiḋe aga ċosaibh sin, do ġuiḋ
sé é, ag ráḋ, déna foiġid riom,
agus do béra mé an tiomlan duit.
30. As níor báill leis sin: as
ar imṫeaċt dó, do ṫeilg sé a bpriosún
é, no go níocaḋ sé na fiaċa.
31. Agus an tráṫ do ċonncadar a
ċomhseirbfoġantaiḋe sion na neiṫe do
rinneḋ, do ġab doilġeas romór iad, a-
gus tangadar, agus do ḟoillsiġeadar
dá dtiġerna gaċ ní dá ndernaḋ ann.
32. Ann sin do ġoir a ṫiġerna fios
airsean agus a deir sé ris, a ḋroiċ-
seirbfoġantaiḋ, do ṁaiṫ mé na fia-
ċa úd uile duit, do bríġ gur ġuir tú
impiḋe oram:
33. Agus a né nar ċóir duitsi
trócaire do ḋénam ar do ċomhseirbfo-
ġantaiḋ féin, amail agus mar do rinne
misi trócaire ortsa?
34. Agus ar ngabáil feirge a ṫi-
ġerna, tug sé do na ċéasadóirib é, no
go níocaḋ sé a fiaċa uile ris.
35. Agus is mar sin do ḋéna má-
ṫair neiṁdasa ribsi, muna maiṫfe gaċ
áonduine agaib dá derbraṫair ó bur
gcroiḋṫib a gcionnta.

---

## CAIB. 19.

*Mar. 10. 1. AGus tárla * an tráṫ do
ċríoċnaiġ Íosa na comrái-
tesi, gur sgáoil sé a luing
on Ghalile, agus táinic sé
go crioċaib Iudea tar Iordán.
2. Agus do len cuideaċta mór é: a-
gus do slánaiġ sé iad ann sin.
3. Tangadar na Pairisinig ċuige
an tráṫsoin do ċur caṫuiġ é, agus ag
ráḋ ris; an cedaiġṫeaċ do ḋuine a ben
do leigen trí gaċ uile adbar?
*Gein. 1. 17. 4. Agus ar bfreagra dósan a dub-
ġt sé riu, a ne nar léġabas * an té
do ḋeanaiġ [iad] o ṫús, gur fer a-
gus ben do rinne sé iad?
5. Agus go ndubaġt sé, * ar a nad- *Gein. 2.
bharsa fúigfid duine a aṫair agus a ma- 24. Ephes.
ṫair, agus cengalfaiḋ sé dá mnaoi: a- 5. 31.
gus * béid a ráon na néinfeoil a *1 Cor. 6.
main. 16.
6. Ar a nadbharsoin ni beiḋid fer-
ba na ndís, as na néinḟeoil: uime sin
an ní do ċengail Dia, ná sgáoileaḋ
duine é.
7. A dubradarsan ris, másead créd
far aiṫin * Máoisi leitir dealuiġṫe do *Deut. 24. 1.
ṫabaiġt, agus ise do leigen?
8. A deir seisean riu, do ḟulaing
Máoisi dáoibsi ar son cruáis bur
gcroiḋeaḋ bur mná do leigen: as éana
ni mar sin do bi se ó ṫús.
9. * As a deirimsi rib, giḋ bé neaċ *Caib. 5.
leigfeas a ben, as ar son adhaltranais, 34. Mart.
agus do béra ben eile, go ndénann sé 10, 11.
adaltranas: agus giḋ bé pósas an Lúc. 16. 18.
ben do leigeaḋ, go ndénann sé adal- 1 Cor. 7.
tranas. 11.
10. A deirid a deisciobuil risean,
ma sé sin is cor don ḟior ré na ṁnaoi,
ni maiṫ an pósaḋ ré a ḋénam.
11. As a dubaġt seisean riu, ni hé
gaċ áonduine ġabus an glórsa, as an
dream dár tugaḋ é.
12. Oir a táid dáoine coillte noċa
rugaḋ mar sin as broinn a maṫar: a-
gus a táid caillteanaiġ ag ar benadar
dáoine arda: agus a táid caillteanaiġ
do ben arda féin ar son na ríoġaċta
neiṁda: giḋ bé ḟéadus a ġabáil ċuige,
gabaḋ.
13. * Tugaḋ ċuige an tráṫsoin len- *Mar. 10.
aib bega, do ċum go gcuirfeaḋ sé a 13. Lúc.
láma orrṫa, agus go ndéanaḋ sé 18. 15.
urnuiġe: agus do sprecadar na dei-
sciobuil iad.
14. Agus a dubaġt Íosa, fuilngiḋ
do na lenbaib, agus na bacaiḋ díob
teaċt ċugamsa, oir is lé na leiṫéidib sin
ríoġaċt neiṁe.
15. Agus tar éis a láma do ċur
orrṫa, do imṫiġ sé as sin.
16. * Agus féuċ, a dubairt neaċ *Mar. 10.
áiriġṫe ag teaċt ċuige ris, a ṁai- 17. Lúc.
18. 18.

ġníoin maiṫ, créd í an maiṫ do ḋéna
mé, do ċum go bfaġaiṁ an beaṫa mar-
ṫanaċ?
17. Agus a dubairt seisean ris,
créd fá a ngoireann tú maiṫ díomsa?
ni bfuil éinneaċ maiṫ, aċt amáin Dia? aċt
mas mian leat dul ċum na beaṫa, coiméd
na haiṫeanta.
18. A deir seisean ris, cia hiad?
agus a dubairt Íosa, * Ni ḋéna tú dún- *Exod.20. 13.
marbaḋ, ni ḋéna tú adaltrannas, ni
ḋéna tú gadaiġeaċt, ni ḋéna tú fiaḋnais-
si bréige.
19. Onóraiġ haṫair agus do ṁaṫair,
agus gráḋaiġ do ċomarsa mar tú
féin.
20. A deir an tógánaċ ris, do ċoi-
méd mé na neiṫesi uile ó ṁoige, créd
a tá d'easbaiḋ oram fós?
21. A dubairt Íosa ris, mas áill
leat beiṫ diongṁála, imṫiġ, reac a bfuil
agad, agus tabair do na boċtaiḃ [é:]
agus do ġeba tú ionnṁas ar neaṁ, agus
tárr, lean misi.
22. Agus an tráṫ do ċuala an
tógánaċ an comráḋ soin, do imṫiġ sé
go doḃrónaċ: oir do bí iomad saiḋ-
bris aige.
23. Agus a dubairt Íosa ré na dei-
sciobluiḃ, a deirim riḃ go firinneaċ gur
ab docomlaċ raċas duine saiḋbir a
steaċ a ríoġaċt neiṁe.
24. Agus a ris a deirim riḃ, gur
ab usa do ċámall dul tré ċró na snáth-
taide, ná do ḋuine saiḋbir dul a steaċ
go flaiṫeamnus Dé.
25. Agus ar na ċlos so dá dei-
sciobluiḃ, do ġab iongnaḋ mór iad, ag
ráḋ; ar a naḋbarsoin cia is éidir do
slánuġaḋ?
26. Agus ar bfeiċsin Dhíosa orrṫa
a dubairt sé riu, ni bfuil so ar ċumas
do na dáoiniḃ: aċt ċeana a tá gaċ uile
ni ar ċumas do Ḋhia.
*Mar. 10. 28. Lúc. 18. 28. 27. * Ar bfreagra do Phedar an
tráṫsoin, a dubairt sé ris, feuċ, do
ṫréigeamne gaċ uile ni, agus do lean-
mar ṫusa: ar a naḋbarsoin créd do
ġebam?
28. Agus a dubairt Íosa riu, a
deirimsi riḃ go deiṁin, an tráṫ shuí-
fes mac an duine a gcaiṫir a glóire
féin, * go suiḋfiḋe sibse, do lean misi, *Lúc.22. 30.
ann sa naiṫġeineaṁain mar an gcéadna ar
dá ċaiṫir déag, ag breiṫ breiṫe ar dá
ṫreiḃ déag Israel.
29. Agus gioḋ bé neaċ do ṫréig ti-
ġe, nó dearbráiṫreaċa, nó deirbsiúrṫra-
ċa, nó aṫair, nó maṫair, nó bean pósda,
nó clann, nó duṫċas ar son ṁanmasa,
do ġeba sé a gcéad oiread, agus an be-
ṫa marṫanaċ mar oiḋreaċt.
30. * Aċt ċeana a tá mórán ar to- *Caib. 10. 16. Mar. 10.31. Lúc. 13. 30.
saċ, bias fá deireaḋ: 7 fa deireaḋ, bias
ar tosaċ.

## CAIB. 20.


Oir is cosṁuil an ríoġaċt neiṁ-
dha ré fear tighe áiriġṫe,
do ċuaiḋ a maċ lé héirġe
an láoi do ċur luċt oibre ar
tuarasdal ann a fíneaṁain.
2. Agus tar éis réiḋiġe ris an
luċt oibre ar piġinn sa ló, do ċuir sé an
a fíneaṁain iad.
3. Agus ar ndul a maċ dó timċell
an treas uair, do ċonnairc sé drong eile
díoṁáoineaċ na seasaṁ ar an margaḋ.
4. Agus a dubairt sé riu, imṫiġsi
leis don fíneaṁain, agus gioḋ bé ni bus
ceart do ḃéara mé diḃ [é.]
5. Agus do imṫiġeadarsan. A ris
ar nimṫeaċt a maċ dó, timċell an sei-
seaḋ agus an náoṁaḋ huair, do rinne sé
mar an gcéadna.
6. Agus ar ndul a maċ dó a dtim-
ċell an áonṁaḋ huair déag, fuair sé dream
eile na seasaṁ díoṁáoineaċ, agus a
deir sé riu, créd fá bfuilṫisi ann
seasaṁ ann so feaḋ an láoi díoṁáoi-
neach?
7. A deiriḋ siádsan ris, ar son
nar ġonaim duine ar biṫ ar tuaras-
dal sinn. A deir seisean riu, imṫi-
ġiḋsi mar an gcéadna don fíneaṁain, a-
gus gioḋ bé ni bus coir do ġeubṫa-
oi [é.]
8. Agus ar dteaċt don tráṫ nóna
a

a deir tighearna na fíneamhna ré na sdíobhard, goir an luchd oibre, agus tabhair dóibh a dtuarasdal, ag tosughadh ón luchd tháinic fá dheireadh, go roiche na cédaoine.

9. Agus ar dteacht don druing úd [ tháinic ] a dtimcheall an aonmhadh húair déag, fuair gach duine dhíobh pighinn.

10. Agus ar dteacht don chéddroing do shaoileadar go bhfuigheadís féin ní budh mó: as cheana fuair gach aon díobh mar an gcéadna pighinn.

11. Agus ar na nglacadh dóibh, do rinneadar monabhar a nagaidh fir an tighe,

12. Ag rádh, an dreamsa tháinic fa dheireadh, ní dhearnadar [ obair ] acht aonúair amháin, agus do chuiris iad a gcoimmeas rinne, do iomchuir meadhón agus teasbhach an laoi.

13. Agus ar bhfreagra dósan a dubhairt sé ré fear díobh, a chompánaigh, ní bhfuilim ag dénamh éagcóra ortsa: a né nár réidhigh tú ríom ar pighinn?

14. Tógaibh leat do chuid féin, agus imthigh, a sí mo thoilsi a thabhairt don tísi tháinic fá dheireadh mar [thug mé] dhuitsi.

15. A né nach ceaduightheach damhsa an ní is toil leam féin do dhénamh rém chuid féin? an bhfuil do shúilsi go holc ar son go bhfuilimsi maith?

* Caib. 19. 30. 16. * Is mar sin béid na daoine deighionach ar dtosach: agus na céd daoine ar deireadh. Oir a tá mórán ar na ngairm, agus beagán ar na dtogha.

* Mar. 10. 32. Lúc. 18. 31. 17. * Agus ag dul súas Dhíosa go hIarusalem, rug sé an dá dheisciobal dhéag leis fa leith ann sa tslighidh, agus a dubhairt sé ríu,

18. Féuch a támaoid ag dul súas go hIarusalem, agus do bhéarthar mac an duine dúasaránaibh na sagart 7 do na Scriobhuighibh, agus bhéaruid siad breatheamhnas air:

* Lúc. 18. 32. 19. * Agus do bhéaruid siad do na cineadhachaibh é do chum go ndéindís fonámhad faoi, agus go sgiursaidís agus go gcrochfaidís [é:] as an treas lá éiséochaidh sé a rís.

20. * Tháinic máthair chloinne Shebedei chuige an tan sin, maille ré na cloinn, dá onóraughadh agus ag iarraidh neithe áiridhe air. * Mar. 10. 35.

21. Agus a dubhairt seisean ría, créd í do thoil? a deir sisi ris, abair go suidhfid an dias macso agamsa, fear aca ar do láimh dheis, agus fear eile ar do láimh chlé, ad ríoghachd.

22. Agus ar bhfreagra Díosa a dubhairt sé, ní bhfuil a fios agaibh créd iarrtaoi, a néidir libh an cupán iobhas misi dól, agus bheith mbaisdeadh leis an mbaisdeadh le a mbaisdear misi? a dubhradarsan ris, is éidir.

23. Agus a deir seisean ríu, ibhtaoi go deimhin dom chupánsa agus baisdfidhthear sibh leis an mbaisdeadh le a mbaisdear misi: as suidhe ar mo láimh dheis agus chlé, ní leamsa a thabhairt, acht don dream dá bhfuil sé ar na ullmhughadh ó m'athair.

24. Agus an tráth do chualadar an deichneabhar [eile so,] do bhí neimhchion aca ar an dias dearbhráthar.

25. Agus ar na ngairm chuige Díosa, a dubhairt sé, * atá a fios agaibh go bhfuil úasaránaigh agá dtighearnughadh ar na cineadhachaibh, agus go bhfuilid daoine móra treún orrtha. * Lúc. 22. 25.

26. Gidheadh ní mar sin bhias sé eadruibhsi: as gidh bé neach lé madh mian beith mór eadruibh, bíodh sé na sheirbhíseach agaibh.

27. Agus gidh bé neach lé nab áill beith na úasarán eadruibh, bíodh sé na sheirbhfoghantuidhe agaibh.

28. Amhail as nach dtáinic * mac an duine do chum go ndéantaoi seirbhis dó, acht do dhénamh seirbhise, agus do thabhairt anma féin mar éiric ar son mórain. * Phil. 2. 7.

29. * Ar ndul a mach dóibh an tráthsin as Iericó, do lean slúagh mór eisean. * Marc. 10. 46. Lúc. 18. 35.

30. Agus féuch, dias do dhaoinibh dalla do bhí na suidhe chois na slighedh, an tráth do chualadar go raibh Iosa ag gabháil tarsa, do éigheadar ag rádh, déna trócaire orrainn, a thighearna a mhic Dháibhi.

31. Ar

31. As do spregadar an slúag iad do ċum go gcoisgfidís: as ċena is móide do eiġmedarsan sin, ag ráḋ, dena trócaire orrainn, a ṫiġerna a mic Dáibi.
32. Agus ar sesam Iósa, do ġoir sé iad, agus a dubairt sé, créd is áill lib do ḋénam dams' dáoib?
33. A deirdsean ris, a ṫiġerna, ar súile d'osgladh.
34. Agus do ġab truáiġe Iósa dóib, agus do ben sé ré na súilib: agus táinic radharc dá súilib ar an mball, agus do lenadar eisean.

## CAIB. 21.

*Mar.11.1 Lúc.19.29.
AGus * an tráṫ do ḋruidedar ré Hierusalém, agus tangadar go Betpáge go sliab na nolaḋeaḋ, an sin do ċuir Iósa dias deisciobal úaḋ,
2. Ag ráḋ riu, imṫiġiḋ don baile a tá ar bur gcoṁair, agus ar an mball do geabṫáoi asal ceangailte [ann] 7 searrach na foċair: sgáoiliḋ agus tabraiḋ cugamsa [iad.
3. Agus má labrann áonduine ní ar biṫ rib, abraiḋsi go bfuil feiḋm ag an dtiġearna orrṫa: agus leigfiḋ sé úaḋ ar an mball iad.
4. Agus táinic so uile ċum críċe ionnas go gcoimlionfaiḋe an ní a dubraḋ tres an bfáiḋ, a deir,
* Isai. 62. 11. Zach. 9.9. Eóin. 12. 15. 5. * Innisiḋ dingin Tsión, féuċ a tá do rí ag teaċt ċugad go ciúin, ar muin asail, agus bromaiġ mac a hasail.
*Mar.11.2 6. * Agus do imṫiġeadar na deisciobail, agus do rineadar mar do aiṫin Iósa díob,
7. Agus tugadar an tasal agus an bromach léo, agus do ċuireadar a néadaiġe orrṫa, agus do ċuireadar eisean na suiḋe ar a muin.
8. Agus do leaṫnaiġeadar mórán do ḋáoinib a mbrat ar a tsliġe: agus do ġearradar drong eile géaga dó ċrannaib, 7 do leagadar ar a tsliġe [iad.]

9. Agus do tógaib an slúag do bí roimhe agus na ḋiáiġ gáir, ag ráḋ, hósanna do mac Dáibi: is beannuiġṫe an té ṫig a nainm an tiġearna, hósanna ann sna hárdaib.
10. * Agus ag dul Iósa a steaċ go Hierusalém, do bí an ċaṫair uile ar na commoglaḋ, ag ráḋ, cia hé so? *Marc.11. 15. Lúc. 19.45.
11. Agus a dubairt an coiṁṫionól, a sé so Iósa an fáiḋ ó Násaret na Galilé.
12. Agus do ċúaiḋ Iósa a steaċ go teampoll Dé, agus do teilg sé a mach a raib ag reic agus ag ceannach ann sa teampoll: agus do teilg sé bórda luċt malarta a nagaiḋ ar lár, agus caṫaoireaċa luċt recta na gcolum.
13. Agus a dubairt sé riu, a tá sgriobṫa, * goirfiṫear teaċ urnuiġṫe dom ṫeaċsa: * as do rinnebarsi uaimh biotámnaċ ḋe. *Isai.56.7. *Jer.7.11. Marc. 11. 17. Lúc. 19.46.
14. Tangadar ċuige an tráṫsoin doill, agus bacaiġ ann sa teampoll: agus do slánaiġ sé iad.
15. Agus an tan do ċonncadar úasaráin na sagart agus na Sgriobuiḋe na mionbuile do rinne sé, agus na leinib ag eiġme sa teampoll, agus ag ráḋ, hósanna do mac Dáibi, do ġabadar ċuca go feargach é.
16. Agus a dubradar ris, an gcluin tú créd a deirid an muintirso? agus a deir Iósa riu, do ċluinim. a né nar léġabair, * as béul leanab agus náoidhenan ciche do chríochnuigh tú moláḋ? *Psalm. 8. 2.
17. Agus ar na bfágbáil, do ċúaiḋ sé a mach as an gcaṫraiġ go Betánia, agus do fan sé ann sin.
18. Agus ag filleḋ dó ċum na caṫrach ar maidin, do ġab ocarus é.
19. * Agus a núair do ċonnairc sé crann fige ar a tsliġe, táinic sé ċuige, agus ní fúair sé ní ar biṫ air aċt duilleabar a máin: agus a deir sé ris, nar fása toraḋ ó so a mach go bráṫ ort. Agus do ċrión an crann fige ar an mballsoin. *Marc.11. 13.
20. Agus ar na faicsin do na deisciobluib, do ġab iongantus iad, ag ráḋ,

ráḋ,

ráḋ, cionnus do ṁeath an crann fíge ar an
mball ?

21. Agus ar bhfreagra dhóṡa a
dubhairt sé riu, a deirim ribh go firinneach,
má bhionn creideamh agaibh, agus nach ccur-
fiti cunntabhairt ann, ni hé a máin an ni si
tárla don chrann fíge do dhéantaoi, acht
mar an gcedna má a deartaoi ris an sli-
abh so, tógthar thú, agus teilgthear ann
sa bhfairrge thú, biaidh sin déanta.

22. Agus gidh bé ar bith neithe iarr-
fathe ann bhur nurnaighe, má chreidti, do
gheabhtaoi [iad.]

*Mar. 11. 27. Lúc. 20. 1. 23. * Agus an tráth tháinic sé don
teampoll, tangadar uachtaráin na sag-
art agus sinnsear an pobuil chuige agus
é ag teagasg, ag ráḋ [ris,] créd é
an tughdarrás ré a ndéanann tusa na
neithesi? agus cia thug na cumhachta sa
dhuit ?

24. Agus ar bhfreagra dhóṡa a
dubhairt sé riu, fiafróchaidh misi mar an
gcédna dibhsi ni airighthe: agus dá nin-
nisdi dham é, inneosaidh misi dháoibhsi mar
an gcedna cia an tughdarrás ré a ndé-
nuim na neithesi:

25. Ga háit as a dtáinic baisdeadh
Eóin? ó neamh, no ó dháoinibh? acht do smu-
aineadarsan ionnta féin, ag ráḋ, má
deirmid, ó neamh: a déarа sé rinn, ar a
nadhbharsoin créd fa nar chreidebhairse
dhó?

*Caib. 14. 5. 26. Agus má deirmid ó dháoinibh:
a tá eagla an pobail orainn: * óir a tá
meas fáidhe ag gach uile dhuine ar Eóin.

27. Agus ag tabhairt freagartha ar
Íosa a dubhradar, ni bhfuil a fios aguinn:
agus a dubhairt seision riu, ni mó inneo-
sadsa dháoibhse cia an tughdarrás ré a
ndénuim na neithesi.

28. Acht créd do chitear dháoibhsi? do
bhádar dias mac ag duine airighthe: agus
ag teacht dionnsaighe an chédmic, a dubhairt
sé, a mhic, imthigh, déna obair a niu am fí-
neamhain.

29. Agus ar bhfreagra dhósan a
dubhairt sé, ni dhéanad: acht na dhiaigh sin
an tráth do ghabh aithreachas é, do imthigh
sé.

30. Agus ag teacht gus an dara
mac, a dubhairt sé mar an gcédna. Agus
ar bhfreagra dhósan a dubhairt sé, do
dhéun a thighearna: gidheadh níor imthigh
sé.

31. Cia don dís so do rinne toil a
athar? a deiridsean ris, an céadfear. A
deir Íosa riusan, a deirimse ribh go
firinneach, go dtéid na publicáin agus
na sdriopacha romhaibhsi go flaitheas
Dé.

*Caib. 3. 8. 32. * Oir táinic Eóin chugaibh a
slighe na córa, agus níor chreidebhair dhó:
acht do chreideadar na publicain agus
na sdriopacha dhó: acht gé do chonnca-
bhairsi [so], ni dearnabhair aithrighe na dhi-
aigh sin, do chum go gcreidfeadh sibh dhó.

*Isai. 5. 1. Jer. 2. 21. Mar. 12. 1. Lúc. 20. 9. 33. Eisdigh ré cosamhlacht eile, * do
bhí fear tighe airighthe ann, do chuir fíne-
amhain, agus do chuir sé fál na thimcheall,
agus do thochail sé ionad brúighthe an
fiona inte, agus do thógaibh sé tor
agus thug sé do sgológaibh ar chíos
í, agus do imthigh sé féin a gcoig-
crích.

34. Agus an tráth do dhruid aim-
sear na dtortha [riu.] do chuir sé a
sheirbhfoghantaidhe chum na sgológ, do
ghlacadh na dtortha.

35. Agus rugadar na sgológa
ar a sheirbhfoghantaidhibh, agus do ghaba-
dar ar fear dhiobh, agus do mharbhadar
fear eile, agus do ghabadar do chlochaibh
ar fear eile.

36. A ris do chuir sé seirbhfoghan-
taidhe eile uadh budh lia ná an chéd-
chuideasa: agus do rinneadarsan mar an
gcedna riu.

37. Agus fa deireadh do chuir sé a
mhac féin chuca, ag ráḋ, do bhéraid siad
onóir dom mhac.

38. Agus ar bhfaicsin an mhic do
na sgológaibh, a dubhradar eatorra
féin, a sé so an toighre, * tigidh, mar- *Caib. 26. 3. Eóin 11. 53.
bham é, agus congbham a oighreacht.

39. Agus ar mbreith air do theilge-
dar as an bhfíneamhain a mach é, agus do
mharbhadar [é.]

40. Ar a nadhbharsoin an tráth thi-
ocfas tighearna na fíneamhna, créd do
dhéna sé ris na sgológaibh úd ?

41. A deirid sean ris, sgriosfaidh sé go dioghaltach na droch-dhaoine úd: agus do bhéara sé a fhíneamhain ar chíos do sgológaibh eile, do bhéara na torrtha [dhó] an a naimsearaibh féin.

42. A deir Iósa riu, nar léghabhar a riamh ann sna sgriopturaibh, *an chloch do dhiúltadar na saoir, a si a tá ar na dhéanamh na ceann ann sa chuaine? a sé an tighearna do rinne so, agus a tá sé iongantach ann ar súilibhne.

*Psal.118. 22. Gniomhartha na neasbal. 4. 11.

43. Ar a nadhbharsoin a deirim ribh, go dtóigeóbhthar rioghachd Dé uaibhsi, ⁊ go dtiobharthar í do chineadh bhéaras toradh uatha.

44. Agus * gidh bé neach thuitfeas ar an gcloichse, brisfighthear é: agus gidh bé ar a dtuitfi si, do dhéana si mionluaithreadh de.

* Isai.8.14. Rom.9.33. 1 Phead.2. 7.

45. Agus an tráth do chualadar uachtaráin na sagart agus na Phairisinigh an chosmhalas sin, do aithnigheadar gur ab na dtimcheall féin do labhair sé.

46. Agus an tráth do santuigheadar breith air, do bhi eagla an phobail orrtha: óir do bhi meas fáidhe aca air sean.

---

## CAIB. 22.

Agus ar bhfreagra Díósa, *do labhair sé a ris riu a gcosmhalasaibh, ag rádh,

* Lúc.14. 16.

2. Is cosmhuil an flaitheas neamhdha ré righ áirighthe, do rinne banais phósda dá mhac féin.

3. Agus do chuir sé a sheirbhfógantuidhe do ghairm na muintire fuair cuireadh chum na bainse: acht nior bháill leósan teacht.

4. A ris do chuir sé seirbhfógantuidhe eile chuca, dá rádh, abraidhsi ris an muintir úd dár tugadh cuireadh, féuch, do ullmhuigh mé mo dhinnéir, a táid mo dhaimh agus mainimintighe biadhtha ar na marbhadh, agus a tá gach uile ni ullamh: tigidh chum na bainse.

5. Acht tugadarsan faillighe ann so, agus do imthigheadar, fear díobh dá fhearann féin, agus fear eile chum a cheannuigheasa.

6. Agus rugadar an chuid eile díobh ar a sheirbhfógantuidhibhsean, [agus] tugadar easonóir [dhóibh], agus do mharbhadar [iad.]

7. Agus an tan do chualaidh an ri [so] do ghabh fearg é: agus ar gcur a shluaighte uadh, do sgrios sé an lucht dúnmharbhtha úd, agus do loisg sé a gcathair.

8. A deir sé an tansoin ré na sheirbhfógantuighibh, go firinneach a tá an bhainis ullamh, gidheadh an dream fuair an cuireadh, níor bhfiú iad é.

9. Ar a nadhbharsoin imthighidhsi a gcomhrac na ród, agus gidh bé ar bith dhaoine do gheabhthaoi ann, goiridh chum na bainse [iad.]

10. Agus ar ndul a mach do na seirbhfógantuidhibh ar na slightibh, do chruinnigheadar gach uile dhuine dá bhfuaradar, eidir olc agus maith: agus do líonadh teach na bainse do dhaoinibh do shuidh chum bidh,

11. Agus ar ndul a steach don righ dfhéachain ar a lucht cuirridh, do chonnairc sé duine ann ag nach raibh éadach bainse uime:

12. Agus a deir sé ris, a chompánuigh, cionnas tháinic tusa a steach ann so gan éadach bainse umad? acht ni raibh aonfhocal aigesean.

13. A dubhairt an ri ré na giollaidhibh an tráthsoin, ar gceangal a chos agus a lámh súd, tógaidh é, agus teilgidh ann sa dorchadus a muigh [é], mar a mbia gul agus giosgán fiacal.

14. *Oir a tá mórán ar na ngairm, agus beagán ar na dtogha. * Caib.20. 16.

15. *Ag imtheacht ann sin do na Phairisineachaibh, do chuadar a gcomhairle cionnas do gheabhadis é iona bhriathraibh. * Marc.12. 13. Lúc.10. 20.

16. Ar a nadhbharsoin cuiridh siad a ndeisciobuil féin chuige maille ré muintir Iórúaith, ag rádh, a mhaighisdir, a tá a fhios aguinn gur ab duine firinneach tusa, agus go dteagasgann tú slighe Dé go firinneach, agus nach bhfuil dás agad a naondhuine: óir ni fhéachann tú do phearsain na ndaoine.

17. Ar a nadhbharsoin innis dúinne créd do ċitear dhuit, an cóir cíos do ṫabhairt do Shésar, nó gan a ṫabhairt?

18. Agus ar naiṫne a mailíse Diósa a dubhairt sé, créd fa a gcuirṫi caṫuġadh oram a luċt an fúarċrábhaiġ?

19. Taisbéinidh dam airgead an ċíosa, agus tugadarsan pighinn ċuige.

20. Agus a dubhairt sé riu, cia dár ab íomháigh so, agus cia ré a mbeanann an sgríbhinn so na timċeall?

21. A deiridsean ris, ré Sésar. A deir seision riu an tráṫsoin, ar a nadhbharsoin * tabhraidh do Shésar na neiṫe is lé Sésar, agus na neiṫe is lé Dia, do Dhia. *Rom.13.7

22. Agus ar na ċlos sin [so] do ġabh iongantas iad: agus ar sgur dhe, do imṫiġeadar.

23. * An lásoin féin tangadar na Saduséinigh, a deir nach bfuil eiséirġe ann, ċuige: agus do ċeisdeadar ceisd air, *Marc.12. 18. Luc. 20.27.

24. Ag rádh, a maiġisdir, * a dubhairt Maóisi, dá bfaġadh aóinduine bás gan ċloinn aige, pósadh a dearbhráṫair a bhean do dliġeadh comfoguis, agus tóigbheadh sé síol dá dearbhráṫair. *Deut.25. 5.

25. Agus go bádar móirseiser dearbhráṫar eadrainne: agus tar éis mná do ṫabhairt don ċéaduine fuair sé bás: agus an tan nach raibh sliocht aige, do fágaibh sé a bhean aga dearbhráṫair.

26. Agus deirġe mar an gcédna don dara, agus don treas [dearbhráṫair] go soiċe an seaċtmhadh [dearbhráṫair.]

27. Agus na ndiaiġ uile fuair an bhean bás.

28. Ar a nadhbharsoin ann sa neiséirġe, cia don móirseiser dá mbiaidh bean i? óir do bhí sí aca uile.

29. Agus ar bfreagra Diósa a dubhairt sé riu, a tá sibh ar seaċrán, gan eólus na Sgriopṫúr na ċumhaċt Dé agaibh.

30. Oir ann sa neiséirġe, ní tabhraid fir mná, agus ní tugṫar mná dfearaibh: achd a táid siad mar ainglibh Dé ar neamh.

31. Achd a ré nach ar léiġeabhair an ní a dubhairt Dia ribh a dtimċeall eiséirġe na marbh, ag rádh,

32. * Is misi Dia Abrahám, agus Dia Isáac, agus Dia Iácob? ní hé Dia, Dia na marbh, achd na mbéo. *Exod.3.6.

33. Agus an tráṫ do ċualaidh an pobal sin, do ġabh iongnadh iád trés na teagasgsan.

34. * Agus an tan do ċualadar na Phairisínigh gur ċuir sé na Saduséinigh na dtost do ċruinniġeadar a gceann a ċéile: *Mar. 12. 28.

35. Agus do ċuir doctúir dliġe díobhsan ceisd air dá ṫeasduġadh agus ag rádh,

36. A maiġisdir, cia hí a naiṫne is mó sa dliġeadh?

37. Agus a dubhairt Iósa ris, * gráidheóċaidh tú do ṫiġearna Dia léd ċroidhe uile, agus léd anam uile, agus léd smuáintiuġadh uile. *Deut. 6. 5. Luc. 10. 27.

38. Is í so an ċéadaiṫne, agus a naiṫne mhór.

39. Agus is cosmhuil an dara haiṫne ria so, * gráidheócuidh tú do ċomharsa mar tú féin. *Levit. 19.18.

40. Is ann sa dá aiṫnese atá suim an dliġe, agus na bfáidheadh.

41. * Agus an tan do bhádar na Phairisínigh cruinn a bfoċair a ċeile, do fiafruidh Iósa díobh, *Marc.12. 35. Luc. 20.41.

42. Ag rádh, créd do ċitear dhíbhse a dtimċeall Chríosd? cia dár mac é? a deiridsean ris, mac Dháibhi.

43. A deir seisean riu, ma seadh cionnas ghoireas Dáibhi san spiorad tiġearna dhe? ag rádh,

44. * A dubhairt an tiġearna rém ṫiġearna sa, suidh ar mo láimh dheis no go gcuire mé do náimhde na sdól fád ċosaibh. *Psal.110. 1.

45. Ar a nadhbharsoin ma ġoireann Dáibhi tiġearna dhe, cionnas atá sé na mhac aige?

46. Agus níor béidir le haónduine freagra ar biṫ do ṫabhairt air: agus níor laimh éineach ón lásoin suás ní ar biṫ dfiafruiġe dhe.

## CAIB. 23.



DO laḃair Iósa an tráthsoin
ris an bpobal agus ré na
deisciobluiḃ féin,
2. Ag ráḋ, A táid na
Sgriobuiḋe agus na Pharisinig na
suiḋe a gcaithir Mháoisi:
3. Ar a nadḃarsoin gach uile ni a
dearad siad riḃ do ċoimead, coimeaduiḋ
agus deanaiḋ [iad:] as ná deanuiḋ do
réir a noibrigthe. Oir a deirid siad,
agus ni deanuid.
* Lúc. 11. 46. 4. * Oir cengluid ualaiġe troma
dóiomċuir, agus cuirid iad ar slinne-
naiḃ na ndáoine: giḋeaḋ ni háill leo
féin cor do ċur dioḃ ré haon da méa-
ruiḃ.
5. As ċeana is do ċum go bfaic-
faidis dáoine oruta do nid siad a
* Nuibh. 15. 38. Deut. 22. 12. noibrighthe uile: * óir do nid siad a
bpiolacteruiġe leathna, agus do nid si-
ad imel a nedaiġeaḋ taiḃḃseċ.
* Mar. 12. 38. Lúc. 11. 43. 6. * Agus as ionmhuin leo an ceadio-
nad suiḋe an sna fleaġaiḃ: agus na
ceadċaithreaċa an sna coimtionóluiḃ.
7. Agus fáiltiġe dfaġáil ar na
† i. e. maighisdrighe. marguiḃ, ⁊ dáoine do ġairm † Rábbi,
Rábbi, dióḃ.
* Séum. 3. 1. 8. * As ná goirthear Rábbi diḃsi.
Oir is aonmaiġisdir a tá agaiḃ, Cri-
osd: agus is derḃráithreaċa dá ċéile
siḃ féin uile.
9. Agus na goiriḋ bur nathair do
* Mal. 1. 6. duine ar bit ar talamh: * oir is aona-
thair a tá agaiḃ, noc a tá ar neamh.
10. Na goirthear doctuiride diḃ:
oir is aondoctúir a tá agaiḃ, Cri-
osd.
11. As an té is mó eadruiḃ, biaḋ
sé na óglaċ aguiḃ.
* Lúc. 14. 11. & 18. 14. 12. * Oir giḋ bé áirdeoċus é féin,
isleoċtar é: agus giḋ bé isleoċas
é féin, áirdeoċtar é.
* Lúc. 11. 52. 13. * As is anaoiḃinn dóiḃsi a Sgri-
oḃuiḋe agus a Fharisineċa, a luċt
an fuarċráḃuiḋ, do ḃríġ go ndruidti
rioġaċt neime rés na dóinib: oir ni téi-
ġti féin a steaċ, agus ni fulaingti don
luċt a tá ag dul a steaċ, dul ann.
14. Is anaoiḃinn dóiḃ a Sgriobuiḋe
agus a Fharisineċa, a luċt an fuar-
ċráḃaiḋ, * oir itti tiġe na mbain- * Mar. 12.
treaḃaċ, agus sin fós ar sgáth beiṫ 40. Lúc.
go fada ag urnuiġe: ar a son so do 20. 47.
ġeḃtáoi an breitheamhnus is truime.
15. Is anaoiḃinn dóiḃh a Sgriobuiġe
agus a Fharisineċa, a luċt an fuar-
ċrábhaiḋ, oir gabhtáoi timċeall mara
agus tire do ċum go ndéanaḋ sibh
connuiġe ar bhar riaġail féin, agus
an tráth bhios sé déanta, do niti mac
ifeirn de ni sa mó fá dó ná dibh féin.
16. Is anaoibhinn dóibh a threoruiġ-
the dalla, a deir, giḋ bé duine bhéaras
an tempoll mar mionn, ni ni ar biṫ é:
as giḋ bé bhéaras ór an tempoill mar
mionn, a ta sé ciontaċ.
17. A dóine leamha dalla: an mó an
tór, ná an tempoll naomhas an tór?
18. Agus giḋ bé duine bhéaras a
naltóir mar mionn; ni bhfuil éinní ann:
as giḋ bé duine bhéaras an tiodhlacaḋ
a tá uirre mar mionn, do ni sé coir.
19. A dóine leamha dalla, an mó a
nothráil ná a naltóir naomhas a noth-
ráil?
20. Ar a naḋbharsoin giḋ bé bheir
a naltóir mar mionn, do bheir sé í
féin, agus gach ni dá bhfuil uirre
mar mionn.
21. Agus giḋ bé bheir an tempoll
mar mionn, do bheir sé é féin, agus
an té a tá na ċommuiḋe ann, mar mi-
onn.
22. Agus giḋ bé neaċ do bheir
neamh mar mionn, do bheir sé caithir
Dé agus an ti a tá na suiḋe uirre,
mar mionn.
23. Is anaoibhinn dóibh a Sgriobuiḋe
agus a Fharisineċa, a luċt an fu- * Lúc. 11.
arċrábhaiḋ, * oir gabhtáoi deaċmhuiḋ an 42.
miontais, agus na hainise, agus an
coimin; agus leigti tarrbh an ċro
is tábhachtaiġ don dliġeaḋ, comthrom,
agus trocaire, agus firinne: do buḋ
cóir dóibh iad so do déanamh, agus * Geim. 4
gan iad súd dfaġbáil gan déanamh.
24. A threoruiġthe dalla, sgagus
an

an mioltóg, agus slugus an cám-
all.
25. Is anaoibhinn dáoibh a Sgríobhuidhe
agus a Fhairisineácha, a lucht an fú-
archrábhaidh, * oir glantáoi an taobh a *Lúc. 11. 39.
muigh don ċupán agus don ṁéis, as
a táid siad táobh a stoigh lán do ṡra-
caireachd agus dúsgcóir.
26. A Fhairisinigh doill, glan
ar tús an taobh a stoigh don ċupán ⁊
don ṁéis, do ċum go mbiadh an táobh a
muigh díobh glan mar an gcéadna.
27. Is anaoibhinn dáoibh a Sgríobhuidhe a-
gus a Fhairisineácha, a lucht an fú-
archrábhuidh, oir is cosmhuil sibh ré túa-
mhuidhibh fionnolta a tá deaghmhaiseach don
táobh a muigh, agus a tá a stoigh lán do
ċnámhaibh daoine marbh agus dá gach uile
salchar.
28. Is mar an gcéadna a tátáoisi
leiṫ a muigh a bfiadhnuisi na ndaoine bar
bfírinneach, as don táob a stoigh a tá-
táoi lán dfuarchrábhadh agus dúsgcóir.
29. Is anaoibhinn dáoibh a Sgríobhuidhe
agus a Fhairisineácha, a lucht an fú-
archrábhuidh, oir do níṫí túamhuidhe do na
fáidhibh, agus deaghmhaisighṫí leapthaidhe na
bfírénach:
30. Agus a deirṫí, da mbémis [ann]
a láithib ar naithreach, ni bémis páirteach
riu a bfuil na bfáidheadh.
31. Agus is mar sin do níṫí fiadh-
nuisi bar naghaidh féin, gur ab sib clann
na muintire úd do marbh na fáidhe.
32. Agus líonaidhsi mar an gcéadna
miosúr bar naithreach féin.
33. A naithreacha neimhe, a síol na
naithreach neimhe, cionnas is éidir lib tei-
theadh ó damnughadh ifeirn?
34 Ar a nadhbharsoin, féuch cuirim-
se ċugaibh fáidhe, agus daoine glioca,
agus Sgríobhuidhe, agus cuirfidhisi
ċum báis, agus croċfaidhthí cuid
díob, agus sgiúirsfaidhthí cuid eile
ann bur sionagógaib, agus díbéoruidhtá-
oi iad ó ċathair go caṫair.
35. Do ċum go dtiocfadh oruibh gach
uile fuil fírénta dar dóirteadh ar an
*Gein. 4. 8. dtalamh, * ó fhuil Abél fírénta go fuil
Shacarias mic Barachias, noċ do
marbhabhairsi eidir an tempoll agus a
naltóir.
36. Go firinneach a deirimsi ribh, go
dtiocfuid na neitheisi uile ar an dineasi.
37. * A Ierusaléim, a Ierusaléim, * Lúc. 13.
marbhus na fáidhe*, agus gabhus do 34.
ċloċuibh ar an lucht cuirthear ċugad, créd * 2 Croin.
a minca do budh áill leam do ċlann do 24. 21.
ċruinniughadh, mar ċruinnigheas an ċearc a
heireoin fa na sgiaṫánaibh, agus ni-
or báill leat?
38. Féuċ, fágthar bhur dtigh a-
gaib na fásaċ.
39. Oir a deirimsi ribh, naċ bfaic-
fidhi misi feasda, no go nabairṫí, is
beannuighthe an té tig a nainm an Ti-
ghearna.

---

## CAIB. 24.


Agus * ar bfágbháil an team- * Mar. 13.
puill Dhíosa, do imthigh sé: 1. Lúc. 21.
agus tangadar a deisciob- 5.
uil ċuige do ṫaisbénadh oi-
bre an tempuill dó.
2. Agus a dubhairt Iosa riu, an
bfaiciṫí iad so uile? go firinneach a dei-
rimsi ribh, *naċ bfuicfidhthear cloċ ar * Lúc. 19.
muin ċloiċe ann so, naċ sgáoilfidhthear. 44.
3. Agus ar suidhe dó ar sliabh na
nolaidheadh, do ċuadar a deisciobuil ċuige
go priobháideach, ag rádh, innis dúinn, gá
huair tiocfuid na neitheisi ċum críche, a-
gus créd é comhartha do ṫeacht, agus
deireadh an tsaoghail?
4. Agus ar bfreagra Díosa a du-
bhairt sé riu, tabhruidh dá bhar naire naċ
meallfa einneach sib.
5. Oir tiocfuid mórán am ainmsi,
ag rádh, is misi Críost, agus meall-
fuid mórán.
6. Do ċluinfiṫí cogthuidhe, agus tá-
ascbháil cogtadh: tabhruidh dá bhur
naire gan buaidhreadh do beiṫ oruibh.
Oir is éigin na neitheisi uile do ṫeaċt
ċum críċe: as ni bfuil deireadh ann fós.
7. Oir éireóċuid cineadh a naghaidh
cinidh, agus ríoghaċd a naghaidh ríogh-
aċda: agus beid gorta agus plái-

gēna agus criot talman a mórán
dáitibh.
8. Aċ ní bfuil ionta so uile aċt to-
saċ amġar.
*Caib. 10. 17. Lúc. 21. 12. Eóin. 16. 2. 9. * An sin do bérid siad sibhsi
dá bhur gcéasaḋ, agus muirfid sibh:
agus biaiḋ fúaṫ ag na huile ċineada-
ċaibh daoibh ar son manmasa.
10. An sin do ġébuid mórán ád-
bar oilbéime, agus braitfid dáoine a
ċéile, agus biaiḋ fúaṫ aca dá ċéile.
11. Agus éiréoċuid mórán dfáid-
ibh fallsa, agus meallfuid mórán.
12. Agus do ḃríġ go mbia a nég-
cóir ar na méadugaḋ, fuaireóċuid car-
ṫanas mórain.
13. Aċ gidḃé biás seasmaċ go dei-
readh, a sé sláineoċtar.
14. Agus do ḋéntar an soisgéul-
sa na ríoġaċta do seanmóir ar fud an
domain uile, mar fiadnuisi do na huile
ċineadaċaibh: agus an sin tiocfaid an
deireaḋ.
*Mar. 13. 14. 15. Ar a naḋbharsoin * an tráṫ
do ċifidhe adúaṫmuirsi an léirsgris
ar a labair * Dániél fáid, na sesam an *Dan. 9. 27.
sa ionad coisreaga: (tuigeaḋ an té
léġas.)
16. An sin an lus bhias a ttír Iú-
daige, teiċeaḋ siad fá na sléibhtibh:
17. In té a tá ar mullaċ an tige,
na tigeaḋ sé a nuas do ḃreiṫ neiṫe ar
biṫ leis as a tiġ.
18. Agus an té a tá ar an macaire,
na pilleaḋ sé ar ais do tógbháil a ḟoui-
ge leis.
19. Agus buḋ truáġ do na mnáibh
torrċa, agus don lus do ḃeir ciċe
úaṫa an sna laiṫibhsin.
20. Agus guiḋiḋ gan bhur dteiṫeaḋ
do ḃeiṫ an sa ngeimhreaḋ, na sa tsá-
bóid.
21. Oir biaiḋ amġar mór an an
tráṫsoin, amail naċ raiḃ an ó ṫús an
domain gus a nois, agus naċ bia go
bráṫ.
22. Agus muna ngearruiġṫi na
laeṫe úd, ni raċaḋ feoil ar biṫ as:
aċ ar ġearrfuiġṫear na laeṫe úd son
na ndáoine toġṫa.

23. * An sin ma deir éondhuine *Mar. 13.
ribh, féuċ a tá Críosd an so, nó an 21. Lúc.
súd, ná creidiḋ [é.] 17. 23.
24. Oir éireóċuid Críosduḋa fall-
sa, agus fáiḋe fallsa, agus do ḋé-
nuid comarṫuiḋe agus miorbuile mó-
ra: ionnas go meallfuid siad (dá mad
éidir é) na dáoine toġṫa féin.
25. Féuċ, tug mé sgéula dáoibh
roimhe a naimsir.
26. Ar a naḋbharsoin dá nabruid
siad ribh, féuċ a tá sé ar an bfásaċ,
na himṫiġ amaċ. Féuċ ata sé a seóm-
raiḃ úaigneaċa, ná creidiḋ [sin.]
27. Oir do réir mar tig téinteaċ
ó a náird soir, agus do ċiṫear i go
soiṫe a náird siar: is mar sin bias
teaċt mic an duine.
28. Oir * gidḃé ball an a mbia an *Lúc. 17.
conablaċ, is an sin ċruinneóċtar na 37.
hiolair.
29. Ar an mball a noiaiġ triob-
lóide na laiṫeaḋ úd, * biaiḋ an ġrian *Isai. 13.
ar na dorċugaḋ, agus ni tiobra an 10. Ezech.
ġealaċ a soillsi [úaiṫe,] agus tuit- 32. 7. Iul.
fid na réulta do neim, agus craiṫfid- 2. 31. Mar.
tear subáilciḋe neime. 13. 24. Lúc.
21. 25.
30. An sin do ċífidhtear comarṫa
mic an duine ar neim: agus an sin cói-
fid treaba na talman uile, agus do
ċifid mac an duine, ag teaċt a néul-
laiḃ neime maille ré cumaċtaiḃ, agus
ré glóir móir.
31. Agus * cuirfid sé a aingil le *1 Cor. 15.
trompa agus lé guṫ mór, agus cru- 52. 1 Tess.
inneóċuid siad a dáoine toġṫa ón na 4. 16.
ceiṫre gáoṫaiḃ, ó leiṫimeal neime go
soiṫe an leiṫimeal eile de.
32. Agus foglomuiḋ cosamlaċt ón
ċrann fíge: a nuair bíos a ġéag maoṫ, a-
gus fásas a duilleabar, aiṫentar gur
ab fogus an samraḋ.
33. Mar an gcéadna biṫ a fios agai-
bsi, an tráṫ do ċífiḋe na neiṫesi uile, go
bfuil sé a ngar dáoiḃ an sna doirsiḃ.
34. A deirim ribh go firinneaċ naċ
raċa an ḋinessi ṫoruinn nó go ndéntar
na neiṫesi uile.
35. Raċuid * neim agus talam ṫort: *Mar. 13.
aċ ni raċuid mo ḃriaṫrasa ṫort go 31.
bráṫ.
36. Aċ

36. Aċ ni bfuil fios an láoi ná na huaire úd ag duine ar biṫ, ná fós ag aingliḃ neiṁe, aċ ag a maṫairse a ṁáin.

37. Agus amhuil laeṫe Náoi, is mar sin biaś teaċt mic an duine.

*Lúc. 17. 26. 38. *Oir mar do bádar ann sna laeṫib ré ndilinn ag iṫe agus ag ól, ag pósaḋ ban agus ag tabairt ban dfearaiḃ go soiṫe an lá an a ndeaċaiḋ Náoi a steaċ ann sa Nairc:

39. Agus ni raiḃ a ḟios aca nó go dtáinic an dile, agus gur ṫógaiḃ si lé iad uile; is mar sin biaś teaċt mic an duine.

*Lúc. 17. 36. 40. *Béid dias ar an maċaire an tráṫsoin: géubṫar lé fear aca, agus fuigfiṫear an fear eile.

41. Béid dias ban ag meilt ann sa ṁuilionn: géubṫar lé mnáoi aca, ⁊ fuigfiṫear an bean eile.

*Mar. 13. 35. 42. *Ar a nadḃarsoin deanaiḋsi faire: oir ni bfuil a ḟios agaiḃ gá huair ṫiocfas bur dtiġearna.

*Lúc. 12. 39. 1 Tes. 5. 2. Taisbenadh Eoin. 16. 15. 43. *Aċ biod a ḟios so agaiḃ, dá mbeiṫ a ḟios ag fear an tiġe cia an uair a dtiocfadh an gadaiḋe, go deiṁin do ḋéanaḋ sé faire, agus ni ḟuileongaḋ sé a ṫig do ṫoċailt tríd.

44. Agus ar a nadḃarsoin bíṫiḋsi ullaṁ: oir is ann sa nuair nać sáoilṫí ṫiocfas mac an duine.

*Lúc. 12. 42. 45. *Uime sin cia a tá na óglaċ fírinneaċ glic, noċ do ċuir a tiġearna ós cionn a ṁuintire do ṫabairt bid dóiḃ na am féin?

46. Is beannuiġṫe an tóglaċ úd, á bfuiġe a tiġearna ag teaċt, é dá déanam mar sin.

47. Go firinneaċ a deirimsi riḃ, go gcuirfe sé ós cionn a bfuil aige é.

48. Aċ má a deir an droċseirḃḟoġantuiḋe úd an a ċroiḋe, a tá mo tiġearna ag cur a ṫeaċta a riġneas.

49. Agus má ṫionnsgnann sé a ċomhseirḃḟoġantuiḋe féin do ḃualaḋ, agus fós beiṫ ag iṫe agus ag ól a bfoċair luċt meisge:

50. Tiocfuiḋ tiġearna a nóglaoiċ úd ann sa lá naċ bfuil súil aige ris, agus ann sa nuair naċ bfuil a ḟios aige:

51. Agus roinnfiḋ sé é, agus do ḃéara sé a ċuid dó a bfoċair luċt an ḟuarċrábaiḋ, mar a mbia gul agus giosgán fiacal.

## CAIB. 25.



An sin budh cosmhuil rioġaċt neiṁe ré deiċneabhar maigdean do ġlac a lampuiḋe, agus do ċuaidh a maċ do ṫeagmáil ar an bfear núapósda.

2. Agus do ḃi cúigear diobh glic, agus cúigear eile oinmideaċ.

3. Agus an ċuid do ḃi oinmideaċ ar ngłacaḋ a lampuiḋe ni rugadar ola leo:

4. Aċ an ċuid do ḃi glic, rugadar ola an a soiṫiġibh leo ré cois a lampuiḋe.

5. Agus ar ndéanam moille don ḟior núapósda, do ṫuit suaiṁneas codalta orrṫa uile, agus do ċodladar.

6. Agus ann sa meaḋón oiḋċe, do rinneaḋ gáir, féuċ, a tá an fear núapósda ag teaċt, imṫiġ a maċ do ṫeagmáil ris.

7. An sin do éiriġeadar na hóga uile, agus do ḋeasuiġeadar a lampuiḋe.

8. Agus a dubradar na hoinmide ris an gcuid nglic, tabruiḋ dúinne cuid dá bur nola: oir a táid ar lampuiḋene ar ndul as.

9. Aċ do ḟreagradar an ċuid glic, ag ráḋ, ar eagla naċ biaḋ ar sáiṫ againn féin, agus agaiḃsi; imṫiġiḋsi ni as táosga ċum na gceannuiġṫeóḋ, agus ceannuiġe [ola] diḃ féin.

10. Agus an fead do ḃádar ag dul do ċeannaċ, táinic an fear núapósda: agus an ċuid úd do ḃi ullaṁ, do ċuadar leis a steaċ ċum an pósda, agus do hiadaḋ an dorus.

11. Agus na diaiġsin tángadar na hóga eile, ag ráḋ, a tiġearna, a tiġearna oslaic dúinne.

12. Agus

12. Agus ar bhfreagra dhósan a
dubhairt sé, go firinneach a deirim ribh, nach
bhfuil a fios agam cia sibh.
* Caib. 24. 13. * Air a nadhbharsoin déanuidh fai-
42. Mart. re, oir ni bhfuil fios an láoi ná na huaire
13. 33. agaibh an a dtiocfuidh mac an duine.
* Luc. 19. 14. * Oir amhuil as do ghoir duine
12. ag dul a gcoigcrich, a sheirbhfoghantuidhe
[chuige] agus tug sé a shaidhbhreas dóibh.
† Tallann, 15. Agus tug sé cuig tallanna do
750. unsa dhuine aca, agus do dhuine eile a dó, ⁊
airgid. a háon do dhuine eile: do gach neach do
réir a acfuinne: agus ar an mball do
imthigh sé a gcoigcrich.
16. Agus do imthigh an té fuair na
cuig tallanna, agus do rinne sé ceannuigh-
eas leó, agus do ghnóthuigh sé cuig tal-
lanna eile leó.
17. Agus ar a nós gcédna an té
fuair an dá thallann, do ghnóthuigh seisean
dá thalluinn eile.
18. As do imthigh an té úd fuair a
náontallunn, agus do rinne sé tochuilt
ann sa talamh, agus do fholuigh sé airgead
a thighearna [ann.]
19. Agus tar éis aimsire faide,
táinic tighearna na seirbhfoghantuidheadh
úd, agus do ní sé cuntus riu.
20. Agus ar dteacht don té fuair na
cuig tallanna, tug sé cuig tallanna
eile leis, ag rádh, a thighearna, cuig tal-
lanna tug tú damhsa: féuch, do ghno-
thuigh mé cuig tallanna eile léo.
21. Agus a dubhairt a thighear-
na ris, is maith sin, a sheirbhfoghan-
tuidhe maith fhírinnigh, do bhí tú ionntruic ar
beagán, cuirfidh mé ós cionn móráin thú:
imthigh a steach a ngáirdeachus do thighear-
na féin.
22. Agus ar dteacht chuige don té úd
fuair an dá thallann, a dubhairt sé, a thig-
hearna is dá thallann tug tú damhsa: féuch
do ghnóthuigh mé dá thallann eile leó.
23. A dubhairt a thighearna ris, is
maith sin, a sheirbhfoghantuidhe maith ionn-
truic: do bhí tu ionntruic a mbeagan, cuir-
fidh misi ós cionn mórain thú: imthigh a
steach a ngáirdeachas do thighearna féin.
24. Agus ar dteacht don té úd fuair
a náontallan a dubhairt sé, a thighearna,
do bhí a fhios agam gur duine cruaidh
thú, beanus ann sa náit nar chuir tú síol,
agus chruinnigheas ann sa náit nach ar leath-
nuigh tú:
25. Uime sin do ghabh eagla misi, a-
gus do imthigh mé agus do fholuigh mé do
thallann ann sa talamh: féuch, ag sin do
chuid féin agad.
26. Agus ar bhfreagra dá thighear-
na, a dubhairt sé ris, a dhrochsheirbhfoghan-
tuidhe fhallsa, do bhí a fhios agad go
mbeanuimsi ann sa náit nach dearna mé
síolchur, agus go gcruinnighim ann sa náit
nar leathnuigh mé:
27. Uime sin do budh cóir dhuitsi
mo chuid airgid do thabhairt do lucht iomluit,
agus ag teacht damh do gheabhuinn mo chuid
féin maille lé biseach.
28. Air a nadhbharsoin beanuigh dhe an
tallann, agus tabhruidh é don tí úd agá
bhfuilid na deich dtallanna.
29. (Oir do * bhéarthar do gach duine * Caib. 13.
agá bhfuil [ni] aige, agus biaidh a sháith 12. Marc.
aige: as an té a tá gan ni aige, toi- 4.25. Luc.
geabhthar uadh fós an ni a tá aige.) 8. 18.
30. Agus teilgidh an seirbhfoghan-
tuidhe neamhtharbhach ann sa dorchadus a
tá leith a muich mar a mbia gul agus
gíosgan fiacal.
31. Agus an tráth thiocfas mac
an duine an a ghlóir féin, agus na hain-
gil náomhtha uile maille ris, ann sin suidh-
fidh sé ar chaithir a ghlóire féin.
32. Agus cruinneóchtar na huile
chinidheacha an a fhiadhnuisi: agus dealó-
chuidh sé ó chéile iad, mar dhealuigheas an
táoghaire na cáoirigh ó na meannáin.
33. Agus cuirfidh sé na cáoirigh ar
a láimh dheis, agus na meannáin ar a láimh
chlé.
34. Ann sin a déara an Rí ris an lucht
bias air a láimh dheis, tigidh a dháoine
beannuighthe mhátharsa, gabhuidh chugaibh oigh-
reacht na ríoghachta a tá ar na hullmhughadh
dháoibh ó thosach an domhain.
35. Oir do * bhí ocarus oram, agus * Isai. 58.
tugabhair ní ré a ithe damh: do bhí tart 7. Ezech.
oram, agus tugabhair deoch damh: do bhí 18. 7.
mé am dhuine coigcrice, agus tugabhair
aoidheacht damh.
36. [Do

36. [Do bhí mé] lomnochd, agus do ċuireabharsi éadach umam: do bhí mé tinn, agus tangabhair dom fhéachain: do bhí mé a bpriosún, agus tangabhairsi ċugam.

37. Ann sin freagóraid na fíréunaigh é, ag rádh, a Thighearna, gá húair do ċonncamairne ocarach thú, agus do shásamar thú? nó tart ort, agus tugamar deoċ dhuit?

38. Agus gá húair do ċonncamar ad ċoigcríċ thú, agus tugamar aoidheachd dhuit? nó lomnochd, agus do ċuireamar éadach umad?

39. Nó gá húair do ċonncamar tinn, no a bpriosún thú, agus tangamar ċugad?

40. Agus freagóraidh an Rí, agus a déara sé riu, a deirim ribh go fírinneach, an fead do rinneabhair é don duine is lugha do na dearbhráithreachaibhsi agumsa, go ndearnabhair damhsa é.

41. Ann sin a déara sé mar an gcéadna ré luchd na láimhe clí, a dhaoine
Apoc.6.8. mallaighthe, * imthighidh uaim ann sa teinidh
Matth.7.23. siorruidhe, atá ar na hullmhughadh don diabhal agus dá ainglibh:

42. Oir do bhí mé ocrach, agus ní thugabhair biadh damh: do bhí tart oram, agus ní thugabhairsi deoċ damh.

43. Do bhí mé coigcríċe, agus ní thugabhair aoidheachd damh: do bhí mé lomnochd agus níor ċuireabhair éadach umam: do bhí mé easláinte agus a bpriosún, agus ní thangabhair dom fhéachain.

44. Ann sin do bhéaraid siadsan mar an gcéadna freagra air, ag rádh, a Thighearna, gá húair do ċonncamairne ocarach, nó tartmhar, ná ad dheoraidh, no lomnochd, nó easláinte, no a bpriosún thú, agus nach dearnamar frithólamh dhuit?

45. Ann sin do bhéara seisean freagra orrtha, ag rádh, a deirim ribh go fírinneach, an méid nach dearnabhair é d'éinneach don muinntir roibhigsi, nach dearnabhair damhsa é.

Dan.12.2. 46. Agus * imeochaid so a bpéin shíorruidhe: acht [imeochaid] na fíréunaigh
Eóin.5.29. don bheathaidh mharthanaigh.

Caib. .26.

Agus tárla an tan do ċríochnuigh Iósa na briathrasa uile, go ndubhairt sé ré na deisciobluibh,

2. * A tá a fhios agaibh go bhfuil an Cháisg tar éis dá lá, agus go dtiobarthar mac an duine dá ċrochadh. *Mar.14.1. Lúc.22.1. Eóin.13.1.

3. Ann sin do * ċruinnigheadar uachtaráin na sagart agus na sgriobuidhe agus seinsir an phobuil go halla a nárdshagairt, dá ngoirthior, Cáiaphas: * Eóin.11. 47.

4. Agus do rinneadar comhairle ré chéile, do chum go mbéradaois ar Iósa a bhfeill, agus go muirbhfidís é.

5. Acht a dubhradar, na déanam [é] ann sa bhféasda, deagla go mbiadh buaidhreadh a measg an phobuil.

6. Agus * an tráth do bhí Iósa a Bhetánia a dtigh Shimóin an lobhar, *Mar.14:3. Eóin.11.1.

7. Tainic bean ċuige agá raibh boxa dola roluachmhar, agus do dhóirt sí [é] ar a ċeannsan agus é na shuidhe ar an mbórd.

8. Agus ar na faicsin sin dá dheisciobluibhsean, do rinneadar míchéadfaidh, ag rádh, créd da bhfoghnann an diombhailsi?

9. Oir do béidir a nolasa do reic ar mhórán, agus a tabhairt do na bochtuibh.

10. Agus an tan do aithin Iósa [so], a dubhairt sé riu, créd fa gcuirtí buaidhreadh ar an mnaoi? oir do rinne sí obair mhaith am thimċeallsa.

11. Oir * béid boicht do ghnáth agaibh: acht ní bia misi do ghnáth bhur bhfochair. * Deut.15. 11.

12. Oir ar ndórtadh na holasa ar mo ċorpsa dhí, is fa ċoinne m'adhluice do rinne sí é.

13. A deirim ribh go fírinneach, gidh bé ar bith ball ar fead an domhuin a ndéantar an soisgéulsa do sheanmóir, go naithréosdar mar an gcéadna an nísi do rinne an bheansa, mar ċuimhne uirrthe.

14. Ann sin do * imthigh fear don dá fhear dhéag, dar ab ainm Iúdas Iscariótes, * Marc.14. 10. Lúc. 22. 3.

cariótes, ċum úaċtarán na sagart.

15. Agus a dubhairt sé riú, créd do bhérthaoi damhsa agus braiṫfid mé dhíbh é? agus do mheaduiġeadar dhó deiċ bpiosa fiċeadh airgid.

16. Agus ó sin a maċ, do iarr sé uain ġreim do ḃraṫ.

* Marc. 14. 12. Lúc. 22. 7. 17. Agus * an ċéad lá a naráin gan laibin, tangadar a deisciobuil ċum Iosa, ag rádh ris, cia a náit ann a toil leat sinne do dhénamh ullmhuiġṫe duit do ċaiṫeamh na Cásga.

18. Agus a dubhairt seisean, imṫiġ don ċaṫraiġ go duine áiriġe, agus abruidh ris, a deir an maigistir, a tá maimsear ag druidim riom, is ad tiġsi do dhéna mé féin, agus mo deisciobuil an Cháisg.

19. Agus do rinneadar na deisciobuil mar do aitin Iosa dhíob: agus do ullmhuiġeadar an Cháisg.

* Marc. 14. 18. Lúc. 22. 14. Eóin. 13. 21. 20. * Agus an tan do bhí deireadh an laoi ann, do ṡuidh sé a bfoċair an dá fear dhéag.

21. Agus ar mbeiṫ ag iṫe [bidh] dhóibh, a dubhairt sé, a deirim ribh go firinneaċ, go mbraiṫfi fear dibh, misi.

22. Agus go gabh dobrón romhór iadsan, agus do tionnsgain gaċ duine aca fá leiṫ a rádh ris, an misi é a tiġearna?

* Psal. 41. 9 23. Agus ar bfreagra dósan, a dubhairt sé, * an té tumas a lámh ann sa méis am foċairsi, a sé braiṫfeas misi.

24. Go deimhin a tá mac an duine ag imṫeaċt do réir mar sgriobṫar air, as is anáoibhinn don té le mbraiṫṫear mac an duine: do budh maiṫ dhó naċ bfearṫaoi é.

25. Agus ar bfreagra do Iúdás, do braiṫ eisean, a dubhairt sé, an misi é, a maigistir? a dubhairt seisean ris, a dubhairt tú [é.]

* 1 Cor. 11. 23, 24. 26. Agus ar mbeiṫ ag iṫe bidh dhóibh, * do ġlac Iosa arán, agus tar éis a bheannuiġṫi do bris, agus tug sé dá deisciobluibh [é], agus a dubhairt sé, glacuidh, iṫidh, a sé so mo ċorpsa.

27. Agus ar mbreiṫ ar an gcupán dó, agus ar dtabhairt buidheaċuis, tug sé dhóibh é, ag rádh, ibhidh uile as so.

28. Oir is é so mfuilsi na tiomna nuaidhe, doirtear ar son mórain ċum maiṫeamhnuis na bpeacadh.

29. A deirim ribh, uadh so súas, ni iobha mé don toradhsa na fineamhna, go soiṫe an lá úd ann a niobha me é go nua maille ribhsi a ríoġaċ maṫar.

30. Agus a nuag do ċanadar salm, do ċúadar a maċ go sliabh na noluidheġeadh.

31. Ann sin a deir Iosa riu, * do ġeabhṫaoi uile oilbhéim ionnamsa a noċt. Oir a tá sgriobṫa, * buailfidh mé an táoduine, agus scabfuidhṫear cáoiriġ an tréada. * Marc. 14. 27. Eóin. 16. 32. * Zachar. 13. 7.

32. Agus tar éis misi eiséiriġe * racuidh mé romhuibh don Ghalilé. * Marc. 14. 28. & 16. 7.

33. Agus ar bfreagra do Phedar, a dubhairt sé ris, da mbeiṫ go bfuiġdis cáċ uile oilbhéim ionnad, ni bfuiġe misi oilbhéim ionnad go braṫ.

34. A dubhairt Iosa risean, * a deirim riot go firinneaċ, suil glóidhfeas an coileaċ a noċt séanfa tú mé trí huaire. * Eóin. 13. 38.

35. A deir Pedar ris, go deimhin mar éigin dam bás dfulang ad foċair, ni séanfa mé tú: agus a dubhradar na deisciobuil uile mar an gcedna.

36. Do * ċúaidh Iosa léo an trát-soin do ionadh dá ngoirṫear Gedsemane: agus a deir sé ré na deisciobluibh, suidhiġsi ann so, go ndeaċa misi do dhénamh urnuiġṫe ann súd a nunn. * Marc. 14. 32. Lúc. 22. 39.

37. Agus ar mbreiṫ Phedair agus deisi mac Sebedei leis, do tionnsgain sé beiṫ go dobrónaċ agus go roṫuirseaċ.

38. Ann sin a deir sé riu, a tá manam lán do dhobrón go soiṫe an bás: fanuidhsi ann so, agus dhénaidh faire am foċair.

39. Agus ar nimṫeaċt dó beagán [as sin] do leig sé é féin síos ar a aġaidh ag dhénamh urnuiġe, agus ag rádh, a aṫair, mar éidir é, gabhadh an cupán sa ṫoramsa, as ċeana na biodh sé mar is toil leamsa, aċt mar is áill leatsa.

40. Agus

40. Agus tig sé ċum a ḋeisciobal, agus do ġeiḃ sé na gcodlaḋ iad, agus a deir sé ré Peadar, an mar sin nar ḃéidir liḃ faire do ḋénaṁ áonuáir a ṁáin am foċairsi?

41. Déanaiḋ faire agus urnaiġṫe, do ċum nac dtuitfiḋ siḃ a gcaṫuġaḋ. Atá an spioraid go deiṁin ullaṁ, as atá an ċolann anḃfann.

42. Do imṫiġ sé an dara huair, agus do rinne sé urnaiġṫi, ag ráḋ, A aṫair, má tá nac éidir leis an gcupán so dul ṫoram gan mé dá ól, déantar do ṫoilse.

43. Agus ar dteaċt dó fuair sé a ris na gcodlaḋ iad. Oir do ḃádar a suile trom.

44. Agus ar na bfagḃáil, do imṫiġ sé a ris, agus do rinne sé urnaiġe an treas uair, ag ráḋ na mbriaṫar gcédna.

45. Ann sin tig sé ċum a ḋeisciobal, agus a deir sé riu, codlaiḋ feasda 7 comnaiġiḋ: féuċ do ḋruid a nuair riṁ, agus a tá mac an duine agá ṫaḃairt a láṁaiḃ na bpeacaċ.

46. Eiriġiḋ, biom ag imṫeaċt, féuċ, is fogus [duinn] an té ḃraiṫeas misi.

47. Agus * an feaḋ do ḃí sé ag ráḋ na mbriaṫarsa, féuċ, táinic Iúdás duine don dá fear déag, agus cuideaċta mór na foċair maille lé cloiḋṁiḃ agus lé bataiḋiḃ, ó uaċdaránaiḃ na sagart, agus ó ṡinnsearaiḃ an pobail.
* Marc. 14. 43. Lúc. 22. 47. Eóin. 18. 3.

48. As tug an fear do ḃraṫ é comarṫa dóiḃsean, ag ráḋ, giodḃé neaċ dá dtiobhra misi póg, as é sin é: beiriḋ air.

49. Agus ar an mball a nuair táinic sé ċum Iósa, a duḃairt sé, go mbeannuiġṫear duit a ṁaiġistir; agus tug sé póg dó.

50. Agus a duḃairt Iósa ris sean, a ċara, créd fá dtáinic tú? tangadarsan an tráṫsoin, agus do ċuireadar láṁ a nIósa, agus do ġabadar é.

51. Agus féuċ, ar sineaḋ a láiṁe dfior don druing do ḃí a bfoċair Iósa, do ṫarraing sé a ċloiḋeaṁ a mac agus ar mbualaḋ searḃḟoġantaiġe a nárdsagairt do ḃean sé a ċluas de.

52. Ann sin a deir Iósa ris, cuir do ċloiḋeaṁ a ris an a ionaḋ féin. Oir * gaċ uile duine glacus cloiḋeaṁ, is lé cloiḋeaṁ tuitfeas sé.
* Gein. 9. 6. Taisbeanadh Eóin. 13. 10.

53. A né nac saóilean tú gur ab éidir leamsa máṫair do guiḋe a nois, 7 do ḃéaraḋ sé daṁ do láṫair ni sa mó ná dá légión déag daingliḃ?

54. As cionnus do coiṁlionfaiḋṫe mar sin na sgriopṫuiriḋ, gur ab mar so is éigin a ḃeiṫ.
* Isai. 53. 10.

55. A duḃairt Iósa ris a tsluaiġ a nuairsin, tangabair a mac amuil ċum bioṫaiġ le cloiḋṁe agus lé bataiḋe dom ġlacadsa; do ḃinn am suiḋe gaċ áon lá eadruiḃ sa teampoll ag teagasg, agus ni rugabair oram.

56. As táinic so uile ċum críċe, ionnas go gcoiṁlionfaiḋṫe * sgriopṫuiriḋe na bfáiḋeaḋ. Ar na ṫréigean dá ḋeisciobluiḃ uile ann sin, do ṫeiṫeadar.
* Triábhain Jeremias. 4. 20.

57. Agus * ar mbreiṫ ar Iósa dóiḃsean, rugadar léo ċum Caiṗáis an tárdsagart [é,] mar a raḃadar na Sgriobuiḋe agus na sinnsir cruinn.
* Marc. 14. 53. Lúc. 22. 54. Eóin. 18. 13.

58. Agus do lean Peadar a bfad uaḋ é, go halla a nárdsagairt: agus ar ndul a steaċ dó, do suiḋ sé a bfoċair na searḃḟoġantaiḋeaḋ, do ċum go bfaicfeaḋ sé an deireaḋ.

59. Agus do iarradar uaċdaráin na sagart agus na seanóirsir agus an ċomairle uile fiadnuisi bréige a naġaiḋ Iósa, ionnas go gcuirfidís ċum báis é.

60. Agus ni fuaradar: agus fós gé ṫangadar mórán dfiaḋnuisiḃ fallsa, ni fuaradar. Agus fá ḋeireaḋ ar dteaċt do ḋias dfiaḋnuisiḃ bréagaċa,

61. A duḃradar, * a duḃairt an fearso, is éidir leamsa teampoll Dé do leagaḋ, agus a ṫógḃáil a dtri lá.
* Eóin. 2. 19.

62. Agus ar neirġe do nárdsagart, a duḃairt sé ris, créd fá nac dtugann tú freagra éigin uait? créd fá bfuilid so ag dénaṁ fiadnuisi ad aġaiḋ?

63. Giḋeaḋ níor laḃair Iósa áonfocal. Agus do freagair an tárdsagart, agus a duḃairt sé ris, cuirim ort a huċt Dé ḃi, innis dúinn, an tú Críosd mac Dé.

64. A deir Iósa ris, a dubhairt tusa [é:] as ccenna a deirimsi ribh, * na diaigh so do chifidhe mac an duine na shuidhe ar deas láimh cumhachta Dé, agus ag teacht a néulluibh neimhe.

* Caib. 16. 27. Rom. 14. 10. 1 Tessal. 4. 16.

65. Ann sin do reub an tárdsagart a éadaighe, ag rádh, gur labhair sé blaisphéime: créd i a ttheastasuighthe fiadhnaisi a tá oruinn ni sa mó? féuch do chualabhair a nois a blaisphéime.

66. Créd do chitear dáoibhsi? agus ar bfreagra dóibhsean a dubhradar, do thuill sé bás.

67. * Ann sin do ghabhadar do seilighibh an a éadan, agus do ghabhadar do bhasaibh air: agus do ghabhadar dream eile do slataibh air,

* Isa. 50. 6.

68. Ag rádh, déuna faidheadóireacht orainn a Chriosd, cia búail tú.

69. * Agus do bhí Peadar na shuidhe a muigh ann sa halla: agus táinic cailin áirighe chuige, ag rádh: do bhí tusa leis a bfochair Iósa an Galiléach.

* Marc. 14. 66. Lúc. 22. 55. Eóin. 18. 25.

70. Agus do shéun seisean a bfiadhnaisi cháich uile, ag rádh: ni fidir mé créd a deir tú.

71. Agus ar ndul a mach dó ann sa póirsi, do chonnairc [cailin] eile é, agus a dubhairt sí ris an lucht do bhí a látháir: do bhí an fearsa leis a bfochair Iósa Názaréda.

72. Agus do shéun sé a ris maille ré mionnaibh, ni haithne dam an duinesin.

73. Agus tamall na dhiaigh sin tangadar an dream do bhí na seasamh a látháir, agus a dubhradar ré Peadar, go firinneach is díobh súd féin tusa: óir a tá do chaint féin dod bhrath.

74. Ann sin do thionnsgain sé beith ag mallughadh, agus ag mionnughadh ni haithne dam an duine: agus ar an mball do ghláoidh an coileach.

75. Agus ann sin do chuimhnigh Peadar an bhriathar Iósa a dubhairt ris, sul ghoirfeas an coileach, séunfaidh tú mé trí huaire. Agus ar ndul a mach dó, do ghuil sé go géar.

# Caib. 27.

Agus ar tteacht na maidne, do * chúadar na hárdsagairt, agus sinsir an phobail uile a ccomhairle a naghaidh Iósa, ionnas go ccuirfidis chum báis é.

* Mar. 15. 1. Lúc. 22. 66. Eóin. 18. 28.

2. Agus ar na cceangal dóibh rugadar leó é, agus tugadar do Phontius Piláit an tuasaran é.

3. Ann sin mar do chonnairc Iúdas do bhrath é gur damnaigheadh é, do ghabh aithreachas é, agus do aisig sé na deich bhfiódsa fichead airgid do na hárdsagartaibh, agus do na sinnsearaibh:

4. Ag rádh, do peacaigh mé ag brath na fola neimhchiontaigh: as a dubhradarsan, créd é sin duinne? féuch féin [dó sin.]

5. Agus ar ttealgadh na bhfiódsadh airgid úadh ann sa tempoll do ghluais sé uaidh, * agus ar nimtheacht do thachd sé é féin.

* Gniomh artha na neasbal. 1. 18.

6. As ar nglacadh an airgid do na hárdsagartaibh a dubhradar, ni cóir a gcur ann sa chisde, óir is lúach fola iad.

7. Agus ar ndéanamh comhairle dóibhsean, do cheannchadar leó fearann do bhí ag fear soithighedh criadh do adhlacadh, do chum coigcríche dadhlucadh ann.

8. Ar a nadhbharsoin goirthear don fearunn úd * fearann na fola gus a niugh.

* Gniomh artha na neasbal. 1. 19.

9. (Ann sin do coimlionadh an ni a dubhradh tré Ieremias fáidh, ag rádh, * do ghabhadar chuca na deich naiргid fichead lúach an té do measadh, do bhí ar ná meas ó chlannaibh Israel.

* Zachar. 11. 13.

10. Agus tugadar iad ar fearann fir na soithighedh criadh do adhlacadh, mar do órduigh an tighearna damhsa.)

11. Agus do sheas Iósa a bfiadhnaisi an uachtaráin, agus do fiafruigh an tuasaran de, ag rádh, an tusa an rí úd na Niúdaighe? agus a dubhairt Iósa ris, a deir tusa [sin.]

12. Agus an tan do éiligheadar na hárdsagairt agus na sinsir é, níor freagair sé én ni.

13. A deir Pioláit riſ an tan-
ſin, an né nach ccluin tú créd a lion-
mhuireaſa táid ſo do ḋénamh dfiaḋnuiſi
ad aghaiḋ?
14. Aguſ ni ṫug ſé freagra ar
énfocal dó, ionnuſ gur gab iongantuſ
mór an túaſarán.
15. Aſ ccna do * ċleaſaḋ an túaſ- * Lúc. 23. 19.
arán bráiġe do leigen a mach lá an
ḟéuſda ċum an poboil, an té buḋ áill
léo.
16. Aguſ do ḃi aca an tan ſoin
braiġe ró-oirḋeirc dar bainm Barab-
báſ.
17. Ar a naḋbarſoin ar na gcru-
inniuġaḋſan a dubhairt Pioláit riu, cia
iſ toil lib do léigen ċugaib, Barab-
báſ nó Íoſa ré nabartar Crioſd.
18. Oir do ḃi a ḟioſ aige gur ab
tré ṫnúṫ tugadar úaṫa é.
19. Aguſ ar ſuiḋe dóſan an a
caitir breiṫeamhnuiſ do ċuir a ḃen teaſ-
ṫeaſ ċuige, ag ráḋ, ná bioḋ búain a-
gad riſ an bḟireun úd: óir iſ mór do
ḟuiling miſi a niuġ a mbrionglóid ar a
ſon.
20. Aſ ccna * tugadar úaſarain * Lúc. 18. 40.
na ſagairt aguſ na ſinnſir fá dena
don pobal Barabbáſ diarruiḋ, aguſ
Íoſa do ċur ċum báiſ.
21. Aguſ ar bfreagra don úaſa-
rán a dubhairt ſé riu, cia don diaſ úd
iſ mian lib do leigen ċugaib dam? aſ
a dubradarſan, Barabbáſ.
22. A dubhairt Pioláid riu, ar an
naḋbarſoin créd do ḋéna me ré Híoſa
ré nabartar Crioſd? a dubradarſan
uile riſ, croċtar é.
23. Aguſ a dubhairt an túaſarán,
créd é an tolc do rinne ſé? aſ iſ mó-
ide do éiġmeadarſan, ag ráḋ, croċtar
é.
24. Aguſ ar bfaicſin do Ṗhioláid
nach raiḃ tarba dó an én ni aſ gur mó
an buáirt táinic de, ar ngabáil uiſge
ċuige do ionnail ſé a láma a bfiaḋnuiſi
an pobail, ag ráḋ, a táimſi neamcion-
tach ó ḟuil an ḟirénuiġ ſo, féuċuiḋſi dib
féin.
25. Aguſ ar bfreagra don pobal
uile a dubradar, bioḋ a ḟuil orruinne a-
guſ ar ar gclann.
26. Do léig ſé ċuca an tan ſoin
Barabbáſ, aguſ ar ſgiúrſaḋ Íoſa tug
ſé ċum a ċroċda é.
27. Ann ſin rugadar * ſaiġdiuiri * Eóin. 19.
an úaſaráin Íoſa léo don halla ċoit- 1.
ċionn, aguſ do ċruinniġeadar an ċoḋeaſa
ſaigdiuir uile na timċell.
28. Aguſ do noſadar é, aguſ do
ċuireadar brat cóncra uime.
29. Aguſ do ḟiġeadar coroin ſpine,
aguſ do ċuireadar fá na ċenn í, aguſ
ſlat ġiolcuiġ an a láimh deiſ, aguſ do
léigeadar ar a nglúinib na ḟiaḋnuiſi
iad, aguſ do rinneadar fónamad fáoi,
ag ráḋ, Dia do beaṫa, a Ri na Niudai-
ġeḋ.
30. Aguſ antan do ġabadar do
ſeiliġib air, do glacadar an tſlat ġiol-
cuiġ, aguſ do búaileadar an a ċenn [é.]
31. Aguſ an tan do rinneadar fo-
námad fáoi, do beanadar an róba de, ⁊
do ċuireadar a éudaiġe féin uime, aguſ
rugadar a mach é ċum a ċroċda.
32. Aguſ * ar ndul a mach dóib, * Marc. 15.
fúaradar óglach ó Shiréne dar bainm 21. Lúc.
Simón, aguſ do ċuireadar dfiaċuib air 23. 26.
dul leiſ do ċum a ċroiċe diomċar.
33. Aguſ an tan * tangadar guſ * Eóin. 19.
an ionad dar ab ainm Golgótá (iſ io- 17.
nann ſin ré ráḋ, aguſ áit na cloigne,)
34. Tugadar bineigre aguſ dom-
blaſ trí na ċéile ré ól dó, aguſ an
tan do blaiſ ſé é níor báill leiſ a ól.
35. Aguſ a ndiaiġ a ċroċda dóib,
do roinneadar a ſoiġe ag cur cranċuir
[orrṫa] ionnaſ go gcoimlionfuiḋe an
ni a dubraḋ ón fáiḋ: * Do roinneadar * Pſal. 22.
méadaiġe dóib féin, aguſ do ċuireadar 18.
cranċar ar mo ċulaiḋ.
36. Aguſ ar ſuiḋe dóib do ċoimédſ
ſiad é ann ſin.
37. Aguſ do ċuireadar a ċoir báiſ
ſgriobṫa óſ a ċionn: IS E SO IOSA
RI NA NIUDAIGHEADH.
38. Do croċaḋ diaſ gadaiḋe maille
riſ an tan ſoin, fear ar a deiſ, aguſ
fear ar a láimh ċli.
39. Aguſ an muinntir do ġabaḋ

ṫar is do mhóidheargaidis é ag crotadh a
gceann,
40. Agus ag rádh, Thusa thegus
an teampoll agus ċuirios suas a dtri
lá é, fóir ort féin: mas tú mac Dé
tárr a núas as an gcroiċ.
41. Agus mar an gcédna a dubhra-
dar úachtaráin na sagart maille ris
na Sgriobuidhiḃ, agus ris na sinnseruiḃ
ag fonámhadh fáoi,
42. Do ḟóir sé ar dháoiniḃ eile, 7
ní héidir leis é féin dfóirigin: más
é rí Israél é, tigeadh sé a núas anois
as an gcroiċ 7 creidfiomáoidne dhó.
* Psal.22.8 Leabhar na heagna. 2.16, 17, 18. 43. * Do bí a dhóċus a nDia, sao-
radh sé é a nois mas áill leis é, oir a
dubhairt sé, is misi mac Dé.
44. Agus tugadar na gadhuidhthe
do crochadh maráon ris an sganaill cé-
udna dhó.
45. Agus do bí dorċadas ar an
dtalamh uile ón seiseadh húair go soiṫe
an náomhadh húair.
46. Agus timċeall an náomhadh húair
do éigh Iósa do guth árd, ag rádh, Eli,
Eli, lamá Sabactáni: sé sin re rádh,
* Psal.22.1 * mo Dhia, mo Dhia, créd far ṫréig tú
mé.
47. Agus ar na ċloisdin sin a
dubhradar cuid dá raibh na seasamh a lá-
ṫair ann sin, a tá an fear so ag gairm Elias.
48. Agus do riṫ fear dhiobh ar an
mball agus ar nglacadh spuinc, agus
* Psal. 69. 21. * ar na líonadh do bhinéigre, agus ar
na ċur a dtimċeall slaite ġiolcaiġ, tug
sé deoċ dhó re ól,
49. Agus a dubhradar an ċuid eile,
léig dhó, faiceam an dtiocfa Elias dá
ṡáoradh.
50. Agus ar néighem a ris Díosa
do guṫ mór, do ċúaidh a spiorad as.
51. Agus féuċ do réub brat ro-
inne an teampoill na dhá ċuid ó úachtar
go híochtar, agus do ċriothnuigh an ta-
lamh agus do sgoilteadar na carrgeċ.
52. Agus dosgladar na tuámaidhe,
agus dheirgheadar morán do ċorpuiḃ na
ndáoine náomhṫa do bí na gcodladh.
53. Agus ar ndul a maċ as na
tuámuidhiḃ dhóibh a ndiaiġ a eiséirgeisean,
do ċúadar a steaċ don ċaṫair náomhṫa,
7 do foillsigheadar iad féin do mhórán.
54. Agus ar bhfaicsin an ċriṫṫa tal-
mhan 7 na neiṫeadh do éiriġ ann don Chap-
tín 7 dá raibh na ḟoċair ag coimhéd Iósa,
do ġab eagla mhór iad, ag rádh, go fí-
rinneaċ dob é so mac Dé.
55. Agus do bhádar ann sin mórán
ban, ag féachain a bhfad úadh, noċ do
lean Iósa ón Ghalilé, ag dénamh seir-
bhise dhó.
56. Eidir a raibh Muire Magdalén,
agus Muire máṫair Iácob, agus Iosé,
agus máṫair ċloinne Sebedei.
57. Agus * an tan do bí deireadh an * Mat.15.
láoi ann, táinic duine saidhbir ó Arima- 42. Lúc.
théa dhár bainm Ióseph, do bí fós na 23. 50.
dheisciobal ag Iósa. Eóin. 19.
58. Agus do ċúaidh sé dionnsuighe 38.
Phioláid, agus diarr sé corp Iósa.
Ann sin a dubhairt Pioláid an corp do
ṫabhairt dhó.
59. Agus an tan fuair Iósep an
corp, do ḟill sé línéudaċ glan na tim-
ċeall:
60. Agus do ċuir sé ann a ṫuáma
núa féin é, noċ do ṫoċuil sé a gcarr-
uig, agus ar niompódh leice móire dhó
ċum dorais an túama, do imṫigh sé roimhe.
61. Agus do bí Muire Magdalén,
agus an Mhuire eile ann sin na suidhe
as cómhair an túama.
62. Agus an lá a ndiaiġ a nollm-
huighṫe, do ċruinnigheadar úachtaráin na
sagart, agus na Phairisinigh go Pi-
oláid,
63. Ag rádh, a ṫighearna, is cuimhin
linn an tan do bí an mealltóir úd béo,
go ndubhairt sé, éireóċuidh mé tar eis
ṫri lá:
64. Ar a nadhbharsoin aithin coimhéd
do ċur ar a túama go ceann an treas
lá: ar eagla go dtiucfaidis a dheisci-
obail ann sa noidhċe, agus go ngoidfid-
is é, agus go naibéoradis ris an bpo-
bal, do éirigh sé ó mharbhuibh: agus bi-
aidh an seaċrán deigheanaċ ní is measa ná
an céudseaċrán.
65. A dubhairt Pioláit riu, a tá fa[?]e
agaibhsi: imṫighidh, daingnighidh mar is éol
dháoibh [féin é.] 66. Agus

66. Agus ar nimtheacht dóibhsen do dhaingniodar an tuama ar gcur comhar-tha ar an gcloich maille ré faire.

## CAIB. 28.

*Mar.16.1 Eoin.20.1.

Agus a * ndeireadh na sáboide, an tan do soillsigh an céud [lá] don tseachtmhuin, táinic Muire Mhagdalén, agus an Mhuire eile dfhéachain an tuama.
2. Agus féuch, do bhí crith mór tal-man ann. Oir ag tuirling daingeal an tighearna a nuas ó neamh, táinic sé, agus diomlait sé an chloch ón dorus agus do shuidh sé uirthe.
3. Agus do bhí a ghnúis mar thein-tigh, agus a éadach geal mar shnechta.
4. Agus do chriothnuigheadar an lucht coiméda ar a eaglasan, agus do bhádar a riocht marbh.
5. As ar bfreagra do naingeal a dubhairt sé ris na mnáibh, ná bíodh eagla oruibhsi: oir a tá a fhios agam gur ab é Iosa do crochadh a tátaoi diarruidh,
6. Ni bhfuil sé ann so: oir do éiridh sé mar a dubhairt sé, tigidh, féchaidh a nionad a raibh an tighearna na luidhe.
7. Agus ar nimtheacht dáoibh go luath, innsidh dá dheisciobluibh, gur éiridh sé ó marbhuibh, agus féuch a tá sé ag dul romhaibh don Ghalilé: do chifidhe ann sin é. Féuch, a dubhairt misi ribh [é,]
8. Agus ar nimtheacht ón tuama go deithneasach dóibh maille ré heagla, agus ré gáirdeachus mór, do riothadar dá fhoillsiughadh sin dá dheisciobluibhsion.
9. Agus an tan do imthigheadar do chum go bfoillseochaidís sin dá dheiscio-bluibhsion: féuch, tárla Iosa orrtha, ag rádh, go mbeannuighe Dia dáoibh. As tan-gadarsan, agus rugadar ar a cho-saibhsion, agus do onóruigheadar é.
10. A deir Iosa an tansoin riu, ná bíodh eagla oruibh, imthighidh, beiridh sgéula chum mo dhearbhraithreach do chum go rachaidís don Ghalilé: agus do chifid misi ann sin.
11. Agus ar nimtheacht dóibhsen: féuch, tangadar cuid don lucht faire don chathair, agus do inisidear dúasaránuibh na sagart gach uile ní dá ndearnadh ann.
12. Agus do chruinnigheadar a gceann a chéile maille ris na seinsioruibh, agus ar ndéanamh comhairle dóibh, tugadar mórán airgid do na saighdiuiribh,
13. Ag rádh, abruidh, tanga-dar a dheisciobuil ann sa noidhche, agus do ghoideadar é, an feadh do bhámuinne ar gcodladh.
14. Agus má chluin an tuasarán an ni so, do bhéarmuidne fa dear a dó, nach bia gúasacht ar bith oruibhsi.
15. Agus ar ngabháil an airgid dóibh-sion, do rinneadar mar do múineadh dóibh: agus aithrisdior an glórsa a measg na Niudaigheadh go soiche an lá a niugh.
16. As do imthigheadar an táoin-deisciobail déag don Ghalilé chum a tsléibhe mar ar órduigh Iosa dóibh.
17. Agus an tan do chonncadar é, do onóruigheadar é: as do bhí amharus ag cuid dhiobh air.
18. Agus ar dteacht Diosa do labhair sé riu, ag rádh; tugadh dhamhsa gach uile chumhachta ar neamh, agus ar talamh:
19. Ar a nadhbharsoin * imthighidhsi, *Marc.16.15.
teagaisgidh na huile chineadhacha, dá mbais-dedh a nainm a nathar, agus an mhic, ⁊ an Spioraid náoimh.
20. Agus teagaisgidh iad gach uile ní dár aithin misi dibh do choimhéud: agus féuch, a táimsi bhur bfochair gach énlá go deireadh an tsáoghail. Amen.

# AN SOISGEUL DO REIR MHARCUIS.

## CAIB. I.

TOsach soisgeil Iosa Chriosd
mic Dé:
2. Mar a tá sgriobhtha
* Mal. 3. 1. ann sna fáidhib, *féuch, cuirim
mo ṫeachtaire romhad, noch uillmheochas do
ṡlighe romhad.
*Isai. 40. 3. 3. *Guth an tí éighmeas ar an bhfá-
Lúc. 3. 4. sach, ollmhaighidh slighe an tighearna, dé-
Eoin. 1. 23. anaidh a chasáin díreach.
*Math. 3. 1 4. Do bhí *Eoin ag baisdeadh ar an
bhfásach, agus ag seanmóir baisdigh na
haithrighe do chum maithmheachais na bpeac-
cadh.
*Math. 3. 5 5. Agus do *chuaidh tír Iúdaighe
uile, agus luchd Ierusalém a mach chuige:
agus do baisdeadh leis iad uile a sruth
Iordáin, ag admháil a bpeacadh.
*Math 3. 4 6. Agus do bhí *Eoin ar na éudughadh
do ruainneach cámall, agus crios leathair
timcheall a leasraigh, agus a sé biadh do
itheadh sé lócuisdighe, agus mil choillte-
amhail.
7. Agus do rinne sé seanmóir, ag
rádh, tig am dhiaighsi neach is neartmhaire
ná misi, ag nach fiú mé cromadh, agus
iallach a bhróg do sgaoileadh.
8. Go deimhin do bhaisd misi sibh lé
huisge, ás cheana baisdfidh seisean sibh
leis an spiorad náomh.
* Math. 3. 13. 9. Agus *tárla ann sna laéthib sin
go dtáinic Iosa ó Nasaréth na Gali-
lé, agus gur baisdeadh é a Iordán lé
hEoin.
10. Agus ar ndul súas dó ar an
mball as a nuisge, do chonnairc [Eoin]
neimh ar ná sgoltadh ó cheile, agus
an spiorad ag tuirling air sion a
riocht cholum.
11. Agus táinic guth ó neimh, is
tusa mo mhac gráḋachsa, ann a bhfuil mo
mhór thoil.
12. *Agus ar an mball do thar- *Math. 4. 1
raing an spiorad é ar an bhfásach.
13. Agus do bhí sé ann sin ar an
bhfásach dá fhichead lá, ag fulang chathuigh-
the ó Shátan: agus do bhí sé a bhfochair
na mbeitheach allta: agus do bhí na
haingil ag mionasdrálas dó.
14. Agus tar éis Eoin do chur
a bpriosún, *táinic Iosa don Ghalilé, * Math. 4.
ag seanmóir soisgéil riogachta Dé: 12.
15. Agus ag rádh, do coimlíonadh
a naimsir, agus do dhruid riogachd
Dé rinn: déanuigh aithrighe, agus crei-
digh don tsoisgéul.
16. Agus *ar siubhal dó láimh ré * Math. 4.
fairge na Galilé, do chonnairc sé Sio- 18.
món, agus Aindrias, a dhearbhráthair,
ag teilgean lín ann sa bhfairge, (oir do
budh iasgairedha iad.)
17. Agus a dubhairt Iosa riu, lean-
aidh misi, agus do dhéana mé iasgairedha
ar dháoinib dhíbh.
18. Agus ar bhfagbháil a líontadh
ar an mball dóibhsion, do leanadar é.
19. Agus ar nimtheachd dó beagán as
sin, do chonnairc sé Séumas mac Sebede,
agus Eoin a dhearbhráthair, agus iad a
luing ag cóiriughadh a líontadh:
20. Agus do ghoir sé iad ar an
mball: agus ar bhfagbháil Sebedé a
nathar dóibhsion ann sa luing maille ris
an luchd tuarasdail, do leanadar é.
21. Agus *tiaghaid a steach go Ca- * Math. 4.
pernáum. Agus ar an mball sa trá- 13.
bóid do chuaidh Iosa don tsionagóig, a-
gus do theaguisg sé [ann.]
22. Agus *do ghabh iongnadh iad- * Math. 7.
san fá na theagasg: óir do theagaisg sé 28.
iad mar neach agá raibh cumhachda, agus
ní mar na sgriobhuidhe.

23. Agus

*Lúc.4.33 23.* Agus do ḃí ann a sionagóig si-
on neċ ann a raiḃ spiorad neamhglan, a-
gus do éiġ sé,
24. Ag ráḋ, O, créd í ann búain a
tá againne riotsa a Iósa Nasarḋa? an
dtáinic tú dár sgriosne? a tá a fios
agamsa cia tú, neċ náomṫa Dé.
25. Agus do bagair Iósa é, ag ráḋ,
bí ad ṫos, agus táir a maċ as.
26. Agus do réub an spiorad
neamhglan é, agus ag éiġme do ġuṫ
árd, táinic sé a maċ as.
27. Agus do ġab uáṫbás cáċ uile,
ionnus gur fiafruiġedar eatorra féin,
ag ráḋ, créd é so? créd é an teagasg
nua so, go gcuireann sé smaċt maille ré
cumasaiḃ ar na spioradaiḃ neamhglana,
agus go númluiġid dó?
28. Agus do ċuaiḋ a ċlúsan ar an
mball ar feaḋ na tíre uile a dtimċell na
Galilé.
*Math. 8. 14 29. * Agus mar is lúaiṫe do ċu-
ádar as an sionagóig, tangadar go
tiġ Shiomóin, agus Aindriáis, ma ráon
ré Séumas agus ré hEóin.
30. Agus do ḃí maṫair inná Shiomó-
in na luiġe a bfiaḃrus, agus do lab-
radarsan do láṫair risean na timċell.
31. Agus táinic seision ċuige, a-
gus do tóg sé í, ag breiṫ ar láiṁ
uirṫe: agus do ḋéluiġ an fiaḃrus
ria ar an mball, agus do riġne sí fri-
oṫólaṁ dóiḃ.
32. Agus an tan do ḃí deireaḋ an
láoi ann, ar ndul don ġréin fáoi, tuga-
dar ċuige gaċ áon dá raiḃ easlán, ⁊
an a rabadar deamhain.
33. Agus do ḃí an ċaṫair uile ar
gcruinniuġaḋ ċum an doruis.
34. Agus do slánuiġ sé mórán ar
a rabadar easláinteaḋa ilġnéiṫeaċa: ⁊
do ṫeilg sé a maċ mórán deaman, agus
níor fulaing sé do na deamhnaiḃ a ráḋ,
go raiḃ eólus aca air.
35. Agus air maidin go romoċ ar
éirġe dó a ndeireaḋ na hoiḋċe, do ċu-
aiḋ sé a maċ, agus do imṫiġ sé go
háiṫ fásaṁail, ⁊ do riġne sé urnuiġṫe
ann sin.
36. Agus do lean Siomón é, ⁊ an dream
do ḃí na ḟoċair.

37. Agus ar ttan fúaradar é, a
dubradar ris, a tá gaċ áonduine dod
iarruiḋ.
38. Agus a deir seision riu, déa-
nam do na bailtiḃ beaga so láiṁ rinn, do
ċum go ndéanainn seanmóir ann sin leis:
óir is ċuige so ṫáinic mé a maċ.
39. Agus do riġne sé seanmóir ann
a sionagógaiḃ ar feaḋ na Galilé uile,
agus do ṫeilg sé na deamhain a maċ.
40. * Agus tig lobar ċuige, dá *Math. 8.
léigean ar a ġlúiniḃ dó, agus dá ráḋ 2.
ris, más toil leat, is éidir leat misi do
ġlanaḋ.
41. Agus ar ngabáil truáiġe
móire Díosa dó, agus ar síneaḋ a lái-
me, do bean sé ris, agus a dubairt sé ris,
is toil: bí glan.
42. Agus ar labairt dósan do im-
ṫiġ an lubra úaḋ ar ball, agus do ḃí
sé ar na ġlanaḋ.
43. Agus tar éis bagair air, do
ċuir sé úaḋ é do láṫair:
44. Agus a dubairt sé ris, tabair
dod aire naċ innéosa tú déinneaċ é: ind-
ig, taisbéan tú féin don tsagart, a-
gus iodbair ar son do ġlanṫa, na neiṫe
do aiṫin Mháoise, mar fiaḋnuisi dóiḃ.
45. * Agus ar nimṫeaċt dósan a *Lúc.5.15
maċ do tionnsgain sé mórán dfoillsiu-
gaḋ, agus an ní do ċur ós aird, ionnas
naċ raiḃ neart ag Iósa dul a steaċ sa
gcaṫraiġ ós aird: aċt beiṫ a muiġ a
monadaiḃ fásaṁla: agus tángadar
ċuige as gaċ uile aird.

## Caib. 2.

Agus * a gcionn beagáin aimsi- *Math.9.1
re na ḋiaiġ sin, do ċuaiḋ sé
a ris go Capernáum, agus
do clos eisean do ḃeiṫ sa tiġ.
2. Agus ar an mball do cruinniġea-
dar mórán a gceann a ċéile, ionnas nar
ṫuilleadar ann sna hionadaiḃ a dtimċell
an doruis: agus do riġne sé an bria-
ṫar do seanmóir dóiḃ.
3. Agus tangadar ċuige dream ag
iomċar fir pairilisi, agá raiḃ ceaṫrar
dá iomċar.
4. Agus

4. Agus do ḃriġ nár ḃéidir léo teaċt a ngar dó ón tslúaġ, do noċtadar mullaċ an tiġe an a raiḃ sé: ⁊ ar na pollaḋ dóiḃ do léigeadar síos lé téudaiḃ an leabaiḋ an a raiḃ fear na pairilisi na luiġe:

5. Agus an tan do ċonnairc Iósa a gcreideam, a duḃairt sé ré fear na pairilisi, a ṁic, a táid do peacaiḋ ar na maiṫeam ḋuit.

6. As do ḃádar drong áiriġe do na sgriobuiḋiḃ na suiḋe ann sin, agus iad ag smúaintiuġaḋ an a gcroiḋṫiḃ féin,

7. Créd fá laḃrann an fear so blaisféimiġe mar so? * cia féudus peacaiġ do ṁaiṫeam acht Dia na áonar. * Job 14.4. Isai. 43.25.

8. Agus ar an mball ar na aiṫne Dhiósa an a spiorad féin, go rabadarsan ag smuáintiuġaḋ mar sin ionnta féin, a duḃairt sé riu, créd fá smuáintisi na neiṫesi an bhur gcroiḋṫiḃ?

9. Cia is usa a ráḋ ré fear na Pairilisi, a táid do peacaiġ ar na maiṫeam ḋuit: na a ráḋ, éiriġ agus tógaiḃ do leaba, agus siobail?

10. As ionnus go mbeiṫ a fios agaiḃ go ḃfuil cumasa ag mac an duine peacaiġ do ṁaiṫeam ar an dtalaṁ, (a deir sé ré fear na pairilisi.)

11. A deirimsi riot, éiriġ, agus tógaiḃ do leabaiḋ, agus imṫiġ dod tiġ.

12. Agus do éiriġ seisean ar an mball, agus ar dtógbáil a leabṫa, do ċuaiḋ sé a mach na ḃfiaḋnuisi uile: ionnas gur ġaḃ úaṫbás iad uile, agus go dtugadar glóir do Ḋhia, ag ráḋ, ní facamairne a leiṫeid so a riaṁ.

13. Agus do ċuaiḋ sé a mach a rís ċum na fairrge: agus táinic an slúaġ uile ċuige, agus do ṫeagaisg sé iad.

14. Agus * ag gabáil ṫairis dó, do ċonnairc sé Léui [mac] Alpéi na ṡuiḋe ag bórd an ċustuim agus a duḃairt sé ris, lean misi. * Matth. 9.9.

15. Agus ar néiriġe dóṡan, do lean sé é, agus tárla an tan do ṡuiḋ Iósa ċum biḋ an a tiġ súd, gur ṡuiḋeadar mórán puibliocán, agus peacaċ fós ma ráon ré hIósa, agus ré na deisciobluiḃ: óir do ḃádar mórán do lean é.

16. Agus an tan do ċonncadar na sgriobuiḋe, agus na Phairisiniġ eision ag caiṫeam biḋ a bfoċair na bpubliocán agus na bpeacaċ, a duḃradar ré na deisciobluiḃ, créd fá míṫeann, ⁊ fá mbeann bhur maiġisdir a bfoċair na bpubliocán agus na bpeacaċ?

17. Agus an tan do ċualaiḋ Iósa [so], a duḃairt sé riu, ní ḃfuil riachtanus ag na dáoine slána ré liaiġ, acht ag na dáoine eslán. Ní táinic misi do ġairm na bfíréunach, acht na bpeacaċ ċum aiṫriġe.

18. * Agus do ṫroisgeadar deisciobail Eóin, agus na bpairisineċ: agus tigid agus a deirid risean, créd fá dtroisgid deisciobail Eóin agus na bpairisineċ, agus naċ déunaid do deisciobailsi troscaḋ? * Math. 9. 14. Luc. 5. 33.

19. A duḃairt Iósa riu an tan sin, a néidir lé cloinn tséomra an fir núapósda, an fad ḃias an fear núapósda na bfoċair, troscaḋ do ḋéanaṁ? an fad a tá an fear núapósda aca na bfoċair ní héidir léo troscaḋ do ḋéanaṁ.

20. As tiocfaid na laeṫe an a mbéunṫar úaṫa an fear núapósda, agus ann sin do ḋéunaid troscaḋ ann sna laeṫiḃ sin.

21. Agus ní fúaigeann neaċ ar biṫ preabán déudaċ núa lé seinéudaċ: nó beanaiḋ an preabán núa úd cuid don tseinéudaċ, agus is móide an briseaḋ.

22. Agus ní ċuireann neaċ ar biṫ fion núa a seanbuidéulaiḃ: nó brisid an fion núa na buidéil, agus dóirtear an fion, agus téid na buidéil a muġa: acht is a mbuidéulaiḃ núaḋa is cóir fion núa do ċur.

23. * Agus tárla ag gabáil tré ġortaiḃ dó isin tSábóid, gur tionnsgnadar a deisciobail ag siobal na sliġeḋ déusa do ḃuain. * Math. 12. 1.

24. Agus a duḃradar na Phairisiniġ ris, féuċ, créd fá ndéunaid siad sa tSábóid an ní naċ ceaduiġṫeaċ?

25. Agus a duḃairt seisean riu, an né nar léuġaḃair a riaṁ créd do rinne

dáibh, an tan do bhí riachdanus air, agus
do bhí ocrus air féin, agus ar an muinn-
tir do bhí maille ris?

26. Cionnas do chúaidh sé a steach a
dtigh Dé an tan do bhí Abiátar na árd-
shagart, agus do ith sé arán na fiadh-
naisi, nach ar ceadaightheach a ithe acht do na
sagartaibh: agus fós tug sé é don
druing do bhí maille ris?

27. Agus mar an gcéadna a dubhairt
sé riu, is ar son an duine do hórdaigh-
eadh an tsábóid, agus ní ar son na sá-
bóide an duine.

28. Ar an adhbharsoin is tighearna
mac an duine ar a tsábóid féin.

## caib. 3.

*Math.12. 9. Agus * do chúaidh Iósa a steach
a ris don tsionagóig: a-
gus do bhí neach ann sin agá
raibh a lámh ar na sear-
gadh:

2. Agus do bhádar agá bhrath an
slánéochadh sé é san tsábóid, iónus
go gcuirfidís cúis air.

3. Agus a deir sé ris an duine a-
gá raibh an láimh shearghtaig, éirigh ad
sheasamh a meadhón [cháich.]

4. Agus a dubhairt sé riusan, an
ceadaightheach maith ná olc do dhéanamh san
tsábóid? anam do shlánughadh, nó do
mharbhadh? acht do éisdeadarsan.

5. Agus ar bhféachain go feargach
orrthasan na timcheall, ar ngabháil doil-
ghis chuige ar son chrúais a gcroidhedh-
san, a dubhairt sé ris an duine, sín a
mach do lámh, agus do shín: agus do
haiseagadh a lámh slán mar an láimh eile.

6. Agus ar ndul a mach do na fair-
rsinechaibh do rinneadar comhairle ar an
mball re muintir Ioruaith na aghaidhsion,
cionnas do millfidís é.

7. Acht do chúaidh Iósa maille ré na
dheisciobluibh do leith táoibh chum na fair-
ge: agus do lean slúagh mór ón Gha-
lilé, agus ó thír Iúdaighe é,

8. Agus ó Ierusalém, agus ó Idu-
méa, agus ón táobh thall do Iordán,
agus an druing do [áitreabh] timcheall
Tírus agus Sidon, an tan do chúala-
dar méud na neitheadh do rinne, tanga-
dar chuige buidhean mhór.

9. Agus a dubhairt seisean ré na dhei-
sciobluibh, long bheag do bheith do ghnáth
ag feitheamh air ón tslúagh, ionnus nach brú-
ighfidís é.

10. Oir do shlánuigh sé mórán, ion-
nus gur linngeadar air an méid ar a raibh-
adar easláinteadha do chum go gcuimhéo-
laidís ris.

11. Agus an tan do chidís na sprio-
raide neamhghlana é, do shleachdaidís dó,
agus do éighmidís, ag rádh, is tusa
mac Dé.

12. Acht do bhagair seisean go mór
orrtha, do chum nach bfoillseochai-
dís é.

13. Agus * do chúaidh sé súas an *Math.10. 1.
tansoin ar sliabh, agus do ghoir sé
chuige an druing do budh toil leis: agus
tangadar chuige.

14. Agus do órdaigh sé dá fear
dhéug do bheith na fochair, do chum go gcuir-
feadh sé do dhéunamh seanmóra iad:

15. Agus go mbiadh aca cumhachta
easláinteadh do leigheas, agus deamhan do
theilgean amach.

16. Agus air Shiómón tug sé Pe-
dar mar ainm.

17. Agus Séumas mac Sebede, a-
gus Eóin dearbhráthair Sheumuis, (agus
tug sé boanérges danmannaibh orrtha,
is ionann sin ré rádh, agus clann na
toirrnighe.)

18. Agus Andrias, agus Philip,
agus Bartolomeus, agus Matha, a-
gus Tomás, ⁊ Séumas mac Alphéi, ⁊
Tadéus, ⁊ Siómón an canánach.

19. Agus Iúdas Iscáriot, an tí
do bhrath é, agus tangadar don tigh.

20. Agus do chruinnigheadar an slú-
agh a ris, ionnus nar bhéidir leo fiu an
bhídh do chaitheamh.

21. Agus an tan do chualadar a
cháirde so, tangadar a mach do bhreith
air: oir a dubhradar go raibh sé ar
mícheill.

22. Agus a dubhradar na scrio-

* Math. 9. 34. bhi do ṫáinic a nuas ó Ierusalém, *go raib Belsebub ann, agus gur ab tré ṗrionnsa na ndeaman do ċuireadh sé na deamain amaċ.

23. Agus do ġoir sé ċuige iad, agus a dubhairt sé a gcosamhlachtaibh riu, cionnas is éidir le Sátan Sátan do ṫeilgean a maċ?

24. Agus ma bhíonn ríoġaċt roinnte na hagaidh féin, ni héidir leis a ríoġaċt sin seasamh:

25. Agus ma bhíonn tiġ roinnte na aġaidh féin, ni héidir leis a tiġ sin seasamh:

26. Agus is amhlaidh sin ma éirġeann Sátan na aġaidh féin, agus go mbia sé roinnte, ni héidir leis seasamh, acht a tá deireadh aige.

27. Ni héidir le neaċ ar biṫ dul a steaċ go tiġ duine láidir, agus a ṫrealaimh tiġe dfuadaċ leis, muna gceanglaighe sé ar tús an duine láidir úd: agus ann sin sladfaidh sé a ṫiġ.

*Math. 12. 31. 28. * A deirim riḃ go fírinneaċ go maiṫfiṫear na huile peacaḋ do ċlannaibh na ndáoine, agus gaċ blaisféime dá laibheórfaid:

29. Acht gidh bé dhéanas blaisfeime a nagaidh an spioraid náoimh, ni faġann sé maiṫfeaċus coiḋċe, acht a tá sé cionntaċ ón ḃreiṫeamhnus siorruidhe.

30. Oir a dubhradar, is spiorad neamhġlan a tá aige.

*Math. 12. 46. 31. * Uime sin tangadar a dearbhráiṫre agus a ṁaṫair: agus ar seasamh a muiġ dóibh, do ċuireadar fios ċuige ríon, dá ġairm.

32. Agus do suidh an sluaġ na ṫimċeall agus a dubhradar ris, féuċ, a tá do ṁaṫair agus do dearbhráiṫre a muiċ ad iarraidh.

33. Agus ar bhfreagra dóibh a dubhairt sé: cia hi mo ṁaṫair nó mo dearbhráiṫre?

34 Agus ar bhféaċain ar an muinntir do bhi na suidhe na ṫimċeall, a deir sé, féuċ mo ṁaṫair, agus mo dearbhbráiṫre.

35. Oir gidh bé neaċ do ġéana toil Dé, is é so mo dearbhráṫair, ⁊ mo deirbhṡiúr ⁊ mo ṁaṫair.

## CAIB. 4.

Agus * do ṫionnsgain sé teagasg do dhéanamh láimh ris an bhfairrge: agus do ċruinniġ sluaġ mór ċuige, ionnas go ndeaċaidh sé a steaċ a luing, agus gur suidh sé ar an bhfairrge: agus do bhi an sluaġ uile ar tir a naice na fairrge. *Math. 13. 1.

2. Agus do ṫeagaisg sé mórán dóib a gcosamhlachtaibh, agus a dubhairt sé riu ar a ṫeagasg:

3. Eisdiġ, tabhraiġ dá ḃur naire: do ċúaidh an síoladóir a maċ do ċur síl:

4. Agus tárla ag cur an tsíl dó, gur ṫuit cuid de ċois na sliġe: agus tangadar énlaiṫ an aiéir, agus diṫeadar é.

5. Agus do ṫuit cuid eile de a nait cloċaiḋ, mar naċ raibh doimhne talmhan aige:

6. Agus ar néirġe don ġréin do dóiġeadh é le teasbaċ, agus do ḃriġ naċ raibh fréum aige, do seaġ sé.

7. Agus do ṫuit cuid eile de eidir ṁuineaċ: agus déirġeadar an muineaċ súas, agus do ṫaċtadar é, agus ni ṫug sé toradh úadh.

8. Agus do ṫuit cuid eile de a dtalamh maiṫ: agus tug sé toradh úadh déirġe súas agus dfás, agus tug cuid de a deiċ fiċeadh, agus cuid tri ficid, agus cuid eile ċéud.

9. Agus a dubhairt sé riu, gidh bé agá bhfuil cluasa ċum éisdeaċta, eisdeadh sé.

10. Agus an tan do bhi sé na áonar, do fiafruiġeadar an muinntir do bhi na ḟoċair maille ris an dá fear déug, an ċosamhlaċt de.

11. Agus a dubhairt sé riu, is dáibhsi a tugadh éolus ar ṡeicréid ríoġaċta Dé: acht ris an dréim a tá leiṫ a muiġ deintear gaċ éinni a gcosamhlachtaibh.

*Math. 13. 14. 12. * Ionnas ag féaċain dóib go bhfaicfidis, agus naċ tuigfidis dá nairġe. Agus ag cloisdin dóib go gcluinfidis, agus naċ dtuigfidis: deagla go bhfillfidis

bhfuilmíd uair ar bith, agus go maith-
fidhe a bpeacaidh dóibh.
13. Agus a dubhairt sé riu, an bhfuil
ainbhfios na cosamhlachta so oruibh? a-
gus [má a tá], cionnas thuigfidhe a nuile
chosamhlacht?
14. An síoladóir úd, is í an bria-
thar síolchuireas sé.
15. Agus is iad so an drong a
tá láimh ris a tslighe, ann a gcuirthear
an briathar, agus tar éis a cloisdean,
tig Sátan ar an mball, agus tógbhaidh
sé úatha an briathar do síoladh ann a
gcroidhthibh.
16. Agus mar an gcéudna is iad
so an dream ar ar cuireadh an síol a
bhfearann chlochach, nocha éisdeas an bria-
thar, agus ghabhus chuca i do láthair
maille ré gáirdeachus,
17. Agus ni bhfuil fréumh aca ionn-
ta féin, acht fanaid ar feadh tamaill:
agus na dhiaigh sin an tan éirgheas trio-
bloid, agus buaireadh tríd an mbréithir,
ar an mball do gheibhid siad oilbhéim.
18. Agus is iad so an dream ghab-
us an síol chuca ann sa muine nocha
éisdeas ris an mbréithir,
19. Acht téid rochúram an tsáoghail
*1 Tim.6. so, * agus mealltóireacht an tsaidhbhris,
17. agus mianghus na neitheadh eile a steach,
agus tachtaid an briathar, agus bi sí
neimhthoirtheach.
20. Agus is iad so an dream ar ar
cuireadh an síol ann sa talamh maith, nocha
éisdeas agus ghabhus chuca an briathar,
agus do beir toradh úatha, áon a deich
fichead, áon trí fichid, agus áon eile
céud.
*Math.5. 21. Agus a dubhairt sé riu, * an
15. dtig an choinneall dá cur faoi bhéul soigh-
thigh, nó faoi leabaidh? an né nách do chum
go gcuirfidhe a gcoinnleóir í?
*Math.10. 22. * Oir ni bhfuil ní ar bith folaigh-
26. theach nach bfoillseochar, ná seicréideach
nach dtiocfa chum soluis.
23. Gidh bé neach agá bhfuilid clúasa
chum éisdeachta, éisdeadh sé.
24. Agus a dubhairt sé riu, tab-
*Math. 7. raidh dá bhur naire créad é an ní ad chluin-
2. tí: * gidh bé miosúr ann a dtoimheósdaói,

toimheóstar chugaibh é, agus do béurthar
tuilleadh dáoibhsi a tá ag éisdeacht.
25. * Oir gidh bé neach agá bhfuil ní, *Math.13.
do béurthar dó: agus gidh bé neach a 12.
tá gan ní aige, toigéubhthar úadh an ní
a tá aige.
26. Tuilleadh eile a dubhairt sé riu,
is amhluidh a tá ríoghacht Dé, mar do chuir-
feadh neach síol a bhfearann.
27. Agus do choideóladh sé, agus
do éireóchadh sé sa noidhche, agus ann sa
lá: agus do fásfadh an síol, agus do
ardeóchadh sé, ar chruth nach raibh a fhios
aigesion.
28. Oir is dá deóin féin do beir an
talamh toradh, ar tús an géamhar, agus
na dhiaigh sin déus, agus na dhiaigh sin
arbhar iomlán sa déis:
29. Agus an tan taisbéunas an
toradh é féin, ar an mball cuiridh sé
corrán ann, do bhrigh go bhfuil an fógh-
mhar do láthair.
30. Agus a dubhairt sé, * créad é an *Math.13.
ní ré a ndéanam ríoghacht Dé do samhlu- 31.
ghadh? nó créd í an baramhail ré samhuil-
fimis é?
31. Is cosmhail [é] ré gráinne mus-
taird: noch an tan chuirthear ann sa ta-
lamh, is é is lugha don uile síol dá bhfuil
ar talamh:
32. Acht tar éis a chura, fásaidh sé
súas, agus is mó é ná éunluibh do na
luibheannaibh: agus fásaidh géuga móra
air, ionnus go bhféadfaidís éanlaith an aéir-
nidh do dhéanamh ar a sgáth.
33. * Agus do labhair sé an bria- *Math.13.
thar riu a mórán dá leithéidibh sin do 34.
chosmhalachtaibh, do réir mar do béidís
leo a chloisdin.
34. * Agus níor labhair sé riu acht a *Math. 8.
gcosmhalachtaibh: acht chena do mhíniodh sé 23.
gach uile ní dá dheisciobluibh féin ar
leith.
35. Agus a dubhairt sé an lá sin riu,
air mbeith deiginach dó: déunum don tá-
ob a nunn.
36. Agus ar bhfágbháil an chomhth-
ionóil rugadar eisean mar do bhí sé ann
sa luing: ⁊ do bhádar fós longa beaga
eile na fochair.

37. Agus do éirigh stoirm mhór ghaoithe ann: agus do lingeadar na tonna ann sa luing, ionnas go raibh sí a nois ar na líonadh.

|| Corr sheirigh na luinge.

38. Agus do bhí seisean ar an || deireadh na chodladh ar cheannadhairt: agus do dhúisighid siad é, agus a deirid ris, a mhaighistir, nach miste leat go bhfuilmíd a dul a mugha?

39. Agus ar néirghe dhósan tug sé achmasan don ghaoith, agus a dubhairt sé ris an bhfairrge, coisg, bí balbh. Ann sin do chiúnaigh an ghaoth, agus do bhí ciúinneas mór ann.

40. Ann sin a dubhairt sé riu, créd fá bhfuiltí coimheaglach mar sin? créd fá nach bhfuil creideamh agaibh?

41. Agus do ghabh eagla mhór iadsan, agus a dubhradar ré chéile, cia hé an fear so, agá ndéanann an ghaoth féin, 7 an fhairrge fós umhlas dó?

## Caib. 5.

* Math. 8. 28.

Agus * tangadar don taoibh eile don fhairrge, go tír na Ngadarénach.

2. Agus ar ndul a mach dhó as an luing, ar an mball tarla duine air a raibh spiorad neamhghlan dhó, ag teacht as na tuamaighibh.

3. Agá raibh a áit chomhnaighe ann sna tuamaighibh, agus nár bhéidir lé neach ar bith a cheangal lé slabhraidhibh féin:

4. Do bhrigh ar mbeith ceangailte go minic dhó lé geimlibh, agus lé slabhraidhibh, go mbrisseadh sé na slabhraidhe, agus go mionbhruigheadh sé na geimleacha: agus níor bhéidir lé neach ar bith a smachtughadh.

5. Agus do bhiodh sé do ghnáth, do ló agus d'oidhche ar na sléibhtibh, agus ann sna tuamaighibh ag éighmhe, agus dá ghearradh féin ré clochaibh.

6. Agus ar bhfaicsin Íosa dhó a bhfad uadh, do rith sé, agus do sléucht sé dhó:

7. Agus ag éighmhe do ghuth árd, a dubhairt sé, créd i mo thaobhsi dhíot a Íosa a mhic Dhé ró-áird? cuirim a hucht Dé ort gan mo phianadh.

8. (Oir a dubhairt sé ris, a spiorad neamhghlan tárr a mach as an duine.)

9. Agus do fhiafraigh sé dhe, créd is ainm dhuit? agus do fhreagair seisean ag rádh, Légion is ainm dham: oir atámaoid mórán ann.

10. Agus do iarr sé go roighéur air gan a gcur a mach as an dúthaidh sin.

11. Agus do bhí tréad mór muc ann sin ar na sléibhtibh ag ingeilt.

12. Agus do iarradar na deamhain uile air, ag rádh, cuir sinne ann sna mucaibh, do chum go rachmaois a stech ionnta.

13. Agus tug Íosa cead dóibh ar an mball: agus ar ndul a mach do na spioradaibh neamhghlana sin do chuadar ann sna mucaibh: agus do rith an tréad a ndeáig a gceinn ris an aill san bhfairrge, (agus do bhádar timcheall dá mhíle muc ann) agus do mhúchadh iad ann sa bhfairrge.

14. Agus do theitheadar buachaillidhe na muc, agus do innseadar [sin] don chathraig agus don tuaith, agus tangadarsan a mach dá fhéuchain créd do rinneadh [ann.]

15. Agus tigid siad chum Íosa, agus do chíd an té ar a raibh an deamhan, agus agá raibh an léigión ann, na shuidhe agus a éudach uime, agus a chiall aige: agus do ghabh eagla iad.

16. Agus an lion do chonnaic [so] dhinnseadar dóibhsion, cionnas do rinneadh ris an té ar a raibh an deamhan, agus a dtimcheall na muc.

17. Agus do thionnsgnadarsan iarraigh air imtheacht as a dtórannaibh féin.

18. Agus ar ndul a luing dósan, do iarr an té ar a raibh an deamhan air, é féin do bheith na fhochair.

19. As níor léig Íosa dhó, as a dubhairt sé ris, imthigh dod thigh a gceann do mhuintire, agus foillsigh dóibh méud na neitheadh do rinne an Tighearna dhuit, agus go ndearna sé trócaire ort.

20. Agus

20. Agus do imthigh seision, agus do thionnsgain sé a shearmóiniughadh a nDécapolis méud na neitheadh do rinne Iósa dó: agus do ghab iongantus iad uile.

21. Agus an tan do chuaidh Iósa a luing a ris tar a ais don taobh eile, do chruinnigh slúagh mór chuige: agus do bhi sé láimh ris an bhfairrge.

22. Agus féuch, * táinic fear áirighe dúasaránaibh na sionagóige, darbh ainm Iáirus: agus an tan do chonnairc sé eisean, do léig sé é féin sios agá chosaibh.

* Math. 9. 18.

23. Agus do ghuidh sé é go roighéar, ag rádh, a tá m'ingean bheag a bponc báis: tárr agus cuir do lámha uirthe, do chum go sláineochaidhe í: agus go mairfeadh sí.

24. Agus do imthigh [Iósa] leis: ⁊ do lean slúagh mór é, ⁊ do bhiodar dá bhrughadh.

25. (Agus do bhi bean áirighe ann sin ar a raibh dortadh fola ré dá bhliadhain déug:

26. Agus do fhulaing mórán ó leaghaibh iomdha, agus do chaith a raibh aice uile, agus nior bhfeirrde í é, acht bá measa uadh í:

27. An tan do chualaidh sí tracht ar Iósa, táinic sí don taobh siar de a measg an choimhthionóil, agus do chumail sí ré na éudach.

28. Oir a dubhairt sí, má bheanaim ré na éudach a máin, slaineochthar mé.

29. Agus do tiormaigh a dortadh fola do láthair: agus do airigh sí ar a corp féin go raibh sí slán ón pláigh sin.

30. Agus do aithin Iósa ar an mball ann féin an tsubhailce do chuaidh as, agus do fhill sé ar a tslúagh, agus a dubhairt sé, cia bhean rém éudaighibh?

31. Agus a dubhradar a dheisciobail ris, do chi tú an slúagh dod bhrughadh, agus an bhfiafruigheann tú, cia bhean riom?

32. Agus do féuch seision na thimcheall iomar go bhfaicfeadh sé an bhean do rinne so.

33. Agus do ghab crith agus eagla an bhean, ar naithne an neithe do rinneadh innte féin, agus táinic sí agus do sléuchd sí dó, agus do innis sí an fhírinne uile dó.

34. Agus a dubhairt seision ria, a ingean, do shlánuigh do chreideamh thú? imthigh a síothcháin, ⁊ bi slán od pláigh.

35. Agus ar mbeith dósan ag labhairt, tigid [dáoine ó thigh] úasaráin na sinagóige, ag rádh, fuair h'ingean bás, créd fá gcuireann tú buaidhreadh ar an maighistir feasda?

36. Agus mar do chualaidh Iósa an comhrádh so a dubhradh, a dubhairt sé ré húasarán na sionagóige, ná bíodh eagla ort, creid a máin:

37. Agus níor fhulaing sé neach ar bith dá leanmhuin, acht Pedar agus Séumus, agus Eóin dearbhráthair Shéumuis.

38. Agus táinic sé go tigh úasaráin na sionagóige, agus do chonnairc sé an buaidhreadh, agus iad ag gul agus ag caoineadh go mór.

39. Agus ar ndul a steach, a dubhairt sé riu, créd fá bhfuil buaidhreadh oraibh, agus créd fá ngultí? ni bhfuair an cailin bás, acht is na codladh atá sí.

40. Agus do rinnedar fonamhad fáoi, acht chena ar gcur cháich uile a mach dósan, beiridh sé athair agus máthair an cailin leis, agus an dream do bhí na fochair féin, agus téid sé a steach mar a raibh an cailin na luighe.

41. Agus ar mbreith dó ar láimh an chailin, a dubhairt sé ria, Talitha cúmi: is é sin ar na eidirmhínighedh, a chailin a deirim riot, éirigh:

42. Agus do éirigh an cailin ar an mball, agus do siubhail sí: óir do bhi sí a gcionn dá bhliadhan déug, agus do ghab úathbhás romhór iadsan.

43. Agus do aithin sé díobh go roighéur, gan a fhios so do thabhairt d'aondhuine: agus a dubhairt sé ní do thabhairt don chailin ré a ithe.

# CAIB. 6.

*Math.13. AGus * do imṫiġ sé as sin,
54. agus táinic sé dá ṫír féin:
agus do leanadar a ḋeiscí-
obuil féin é.
2. Agus an tan ṫáinic
an tsabóid, do ṫionnsgain sé teagasg
do ḋénamh an sa tsinagóig: agus do
ġab iongnaḋ mórán da gcúalaiḋ é, ag
ráḋ, créd as a dtigid na neiṫesi ċum
an fir-si? agus créd í a neagna so
tugaḋ ḋó, ionnus go ndéuntar a leiṫe-
ide so do ṡubailcigib tré na lámaib?
3. An né naċ é so an sáor úd, mac
Mhuire, agus dearbráṫair Shéumais a-
gus Iosés agus Iúdáis agus Shimóin?
agus an né naċ bfuilid a ḋeirbṡeaṫra-
ċa ann so eadrainne? agus fúaradar
oilbéim ann.
*Eóin.4. 4. As a dubairt Iósa riu, * ní bfuil
44. fáiḋ gan meas aċ an a ṫír féin, agus
eidir a ḋáoinib gáoil, agus an a ṫiġ
féin.
5. Agus níor ḃéidir leis ṡubalci-
ġe ar biṫ do ḋeunamh ann sa náit sin,
acht ag cur a lám ar beagán do ḋáoi-
nib eugcrúaiḋe, do ṡlánaiġ sé iad.
6. Agus do ḃí iongnaḋ aige an a
*Math. 9. neiṁċreideiṁ súd: * agus do ṫimċeal-
35. Lúc. luiġ sé na bailte fá gcúairt, ag tea-
13.22. gasg.
*Math.10. 7. An sin * do ġoir sé an dá fear
1. ḋéug, agus do ṫionnsgain sé a gcur
na ndís, agus na ndís: agus tug sé
cumasa ḋóib ar na spioradaib neim-
ġlana.
8. Agus do aiṫin sé ḋíob gan ní
ar biṫ do ḃreiṫ léo ċum na sliġeḋ, acht
slat aṁáin, gan ṁála, gan arán, gan
ionnmus iona gcrios.
9. Acht a mbróga do ċur orra: a-
gus gan dá ċóta do ḃeiṫ iompa.
10. Agus a dubairt sé riu, giḋ bé
áit ar biṫ an a rasáoi a sdeaċ a dtiġ,
fanaiḋ ann sin nó go nimṫigṫí as an
mball sin.
*Math.10. 11. * Agus giḋ bé ar biṫ naċ
14. ġéubhas sib, agus naċ éisdfi riḃ, ar

nimṫeacht ḋíb as sin, craiṫiḋ an lúaiṫ-
reaḋ bías fá bur gcosaib mar ḟiaḋnai-
si na naġaiḋ. Go firinneaċ a deirim-si
rib, gur fá sochamluiġe do Shodom nó
do Ghomorra a ló an ḃreiṫeamhnuis, ná
don ċaṫraiġ sin.
12. Agus do imṫiġeadarsan, agus
dfúagradar aiṫriġe do ḋéunamh.
13. Agus do ṫeilgeadar mórán
deaman a maċ: * agus do ungadar mó- *Séum. 5.
rán do ḋáoinib tinne lé hola, agus do 14.
ṡlánuiġeadar [iad.]
14. * Agus do ċúalaiḋ an rí Iorú- *Math.14.
aiṫ so, (oir do ċúaiḋ ainm oirḋeirc 1.
ḋsion) agus a dubairt sé, gur éiriġ
Eóin baisde ó marḃaib, agus dá ḃríġ
sin a táid subáilciġe ag oibriuġaḋ
ann.
15. A dubradar dream eile, gur
bé Eliás é. Agus a dubradar dream
eile, gur bfáiḋ é, nó mar áon do na
fáiḋib.
16. * As ar na ċlos sin Díorúaiṫ a *Lúc.3.19.
dubairt sé, is é so Eóin do ḋíceann mi-si:
d'éiriġ sé ó marḃaib.
17. Oir ag cur dáoine úaḋ Dío-
rúaiṫ, do ġab sé Eóin, agus do ċean-
gail sé a bpriosún é, ar son Heródi-
as mná pósda Philip a dearbráṫar
féin, do bríġ gur ṗós sé í.
18. Oir a dubairt Eóin ré Híorúaiṫ
* ní ceaduiġṫeaċ ḋuit bean ṗósda do *Levit.
dearbráṫar féin do ḃeiṫ agad. 18.16.
19. As do ḃí Heródias ar a ṫisean,
agus bá mian lé a ṁarbaḋ: as níor
ḃéidir lé.
20. Oir do ḃí eagla Eóin ar Ioru-
aiṫ, ar mbéiṫ a ḟeasa aige gur duine
coiṁtrom náomṫa é, agus do ċoiṁéd
sé é: agus ar néisdeacht ris do níoḋ sé
mórán, agus do éisdeaḋ sé ris go
toileaṁail.
21. Agus an tan do ḃí lá ioṁċu-
baiḋ ann, an a ndearna Iorúaiṫ suipéar
dá uaislib, agus dá ċaiptinib, agus
dúasalánaib na Galilé, comainm a
láoi fá rugaḋ é:
22. Do ċúaiḋ ingean Heródias a
sdeaċ, agus do rinne sí damhsa, agus do
ṫaitin sí ré Hiorúaiṫ, agus ris an
gcuideaċta

gcuideachtasa do ḃí ar an mbórd na ḟoċair, agus a dubhairt an rí ris an gcailín, iarr oramsa gidh bé ní is áill leat, agus do ḃéura mé duit é.

23. Agus tug sé mionna ḋi, gidh bé ní iarrfus tú oram, do ḃéura mé duit é, go leiṫ mo ríoġachta.

24. Ar an imṫeaċt a mach dísi a dubhairt sí ré na máṫair, créad iarrfas mé? agus a dubhairt sisi, ceann Eóin baisde.

25. Agus táinic sisi ar an mball a steaċ ċum an ríoġ maille ré deiṫbhir, agus do iarr sí ag rádh, is í mo ṫoil tú do ṫabhairt ċinn Eóin baisde dam a nois ar méis.

26. Agus do ḃí an rí lán do ḋoilġeas, ar an son a ṁionn, agus na druinge do ḃí na suiḋe na ḟoċair, níor báill leis isi do ḋiultadh.

27. Agus ar gcur fir diċeannta a mach don ríġ do láṫair, do aiṫin sé a ċeannsan do ṫabhairt a steaċ: agus do imṫiġ seisean, agus do ḋiċeann sé é an sa ṗriosún:

28. Agus tug sé a ċeann leis ar méis, agus tug sé don ċailín é, agus tug an cailín é dá máṫair.

29. Agus an tan do ċualadar a ḋeisciobuilsion [so], tangadar agus do ṫógbhadar a ċorp, agus do ċuireadar a dtuama é.

Luc.9.10. 30. * Agus do ċruinniġeadar na hEasbuil ċum Íosa, agus do ḟoillsiġeadar dó na huile ní, agus gaċ ní dá ndearnadar, agus gaċ ní dá' munadar.

31. Agus a dubhairt sé riu, tigidhsi ar leiṫ go hionadh uaigneaċ, agus déunaidh suaimhneas tamall beag. Oir do bhádar mórán ag teaċt, agus ag imṫeaċt: agus ní ḟuaradar am ar biadh a ṁáin diṫe.

Math.14.13. 32. * Agus do ċuadar a luing ar leiṫ go hionadh ḟásamhuil.

33. Agus do ċonnairc an slúaġ iadsan ag imṫeaċt: agus do aiṫneadar mórán eisean: agus do riṫeadar dá gcois as na caiṫreaċuibh uile ann sin, agus do bhádar rompasan, agus do ċruinniġeadar ċuigesion.

34. * Agus ar ndul a mach D'Íosa, do ċonnairc sé an slúaġ mór, agus do ġab trúaiġe mór dóibh é, óir do bhádar mar ċáorċa gan áoḋaire aca: agus do ṫionnsgain sé mórán do ṁúnadh dóibh. * Math. 9. 36.

35. * Agus an tan ṫáinic mórán don lá, do ċuadar a ḋeisciobuil ċuigesion, ag rádh, a tá an tionadh na ḟásach, agus ṫáinic mórán don lá: *Math.15. 15.

36. Léig uait iad, ionnus go rachaidís fán dtír, agus fá na bailtibh na dtimċeall, do ċeannach arán dóibh féin: óir ní ḃfuil ní aca do iosaidís.

37. Ar an bhfreagra dósan a dubhairt sé riu, tabhruidhsi dóibh ní ré na iṫe, agus a dubhradarsan ris, an racmáois do ċeannach lúach dá ċéud pighinn daránuibh, do ċum go dtiobhramáois ní dóibh ré na iṫe.

38. Agus a dubhairt seisean riu, gá ṁéud arán a tá agaibh? imṫigidh, agus féċuidh: agus ar bhfaġáil a ḟeasa sin dóibhsion, a dubhradar, cúig [aráin] agus dá iasg.

39. Agus do aiṫin sé dhíobh cáċ uile do ċur na suiḋe na gcomlánuibh ar a bhféur ġlas.

40. Agus do ṡuiġeadar síos na mbuiḋnibh as coinne a ċéile, na gcéuduibh, agus na gcáogaidibh.

41. Agus ar ngabháil na gcúig narán ċuige, agus an dá iasg, ar bhféċain suas ar neaṁ dó, do beannuiġ sé, agus do ḃris sé na haráin: agus tug sé dá ḋeisciobluibh iad do ċum go gcuirfidís na bhfiadhnuisi síon [iad:] agus do roinn sé an dá iasg orrṫa uile.

42. Agus do iṫeadar cáċ uile, agus do sáṫuiġeadh iad.

43. Agus do ṫógbhadar dá ċliabh déug lán do biadh brisde, agus do na hiasguibh.

44. Agus do bhádar an dream a dú-aiġ an tarán, a dtimċeall ċúig míle fear.

45. Agus do ċuir sé d'fiaċuibh ar a ḋeisciobluibh do láṫair dul a luing, agus dul roimhe don taoibh a nunn go Betsaida, nó go léigeadh sé féin an slúaġ uaidh.

46. Agus

46. Agus an tan do chuir sé úadh iad, do ċúaidh sé ar sliabh do dhénamh urnuiġhte.

*Math. 14. 23. 47. * Agus an tan do bhí deireadh an láoi ann, do bhí an long a lár na fairrge, agus eisean na áonar ar tír.

48. Agus do conairc sé iadsan ag cur sáotha móir orrṫa féin ag iomramh: (óir do bhí an gháoth na naghaidh) agus táinic sé ċuca timċeall an ceathramhadh faire don oiḋċe, ag siobhal ar an bhfairrge: agus do ṁeadhuiġh sé dul ṫársa.

49. Aċt ar na ḟaicsin dóibhsion ag siobhal ar an bhfairrge, do sháoileadar gur táibhse é: agus do éiġheadar:

50. (Óir do connacadar uile é, agus do bhádar ar na mbúaidhreadh) agus do labhair sé riu ar an mball, agus a dubhairt sé riu, bíodh meisneaċ maiṫ agaibh, misi a tá ann, na bíodh eagla oruibh.

51. Ann sin do ċúaidh sé súas ċuca ann sa luing: agus do ċiúnaiġh an gháoth: agus is móide go mór do bhí uáthbhás agus iongantus orrṫasan sin.

52. Óir ní ṫugadar dá naire [an ní do rinneadh] ris na haránuibh: óir do bhí a gcroidhe crúaidh.

*Math. 14. 34. 53. * Agus an tan do ċúadar ṫairis, tangadar go talamh Genesáret, agus tangadar a dtír.

54. Agus tar éis teaċta a maċ as an luing dóibh, ar an mball do aiṫniġheadar eisean,

55. Agus do riṫeadar fud na tíre sin uile fá gcúairt, agus do ṫionnsgnadar na dáoine tinne d'iomċar ar leaptaċaibh, dá gaċ áit na gcluinidís eision do beiṫ.

56. Agus gidh bé bailte, nó caiṫreaċa, no dúṫaiġ, an a ndeaċaidh sé a steaċ, do ċuirdís na dáoine tinne ar na sráidibh, agus do iárraidís ar cumailt re himeal a éuduiġh a ṁáin: agus an ṁéid do chumail ris fúaradar a sláinte.

CAIB. 7.

Agus * do cruinniġheadar na *Math. 15. 1.
Phairisinigh ċuige, agus
cuid do na sgríobhuidhibh táinic ó Iarusalém.

2. Agus ar bhfaicsin dóibh go ndúbhadar cuid dá deisciobluibhsion arán lé lámhuibh coitċionna (adhón gan ionnladh) do rinneadar gearán.

3. (Óir ní iṫid na Phairisinigh agus na Iúduiġhe uile biadh, muna ionnlaid siad a láma go minic, ag coiméud órduiġhte na sinnsior.

4. Agus [ar dteaċt] ón margadh, muna ionnlaid, ní iṫid siad, agus a táid mórán do neiṫibh eile do ġabhadar orra do ċoiméud, [mar a tá] niġhe na gcopán, agus na bpotadh, agus na soiṫeaċ práis, agus na leabṫaċ.

5. Do ḟiafruiġheadar na Phairisinigh, agus na Sgríobhuiḋe de tar éis sin, créd fá nach siubhluid do deisciobuilsi do réir órduiġhte na sinnsior, aċt iṫid arán le lámhuibh gan ionnladh?

6. Agus do ḟreagair seision, agus a dubhairt sé riu, go fírinneaċ is maiṫ do rinne Isaias fáidheadóireaċt bhar dtimċeall, a luċt an ḟúarċrábhaidh: mar a tá sgríobhṫa, * Onóruiġhid an pobal so mé lé *Isai. 29. 13. Math. 15. 8.
na bpusuibh, aċt a tá a gcroidhe a bhfad úaim.

7. Aċt is díomháoineaċ do níd seirbhís damhsa, ag teagasg aiṫeantadh na ndáoine mar ṫeagasg.

8. Óir ar dtréigean aiṫne Dé, gabhaidh sibh * órdughadh na ndáoine, [mar a tá] niġhe na bpotadh agus na gcopán: agus do níṫí mórán dó neiṫibh eile is cosmhail riu so.

9. Agus a dubhairt sé riu, is maiṫ ċuirṫáoi ar gcúl aiṫne Dé, ionnas go gcoiméudfadh sibh bhur ngnáṫughadh féin.

10. Óir a dubhairt Máoisi, Onóruigh hAṫair agus do ṁáṫair féin, agus gidh bé a déara olc re na aṫair nó re na ṁáṫair, cuirṫear ċum báis é.

11. Aċt a deirṫisi, dá nabradh éinneaċ re na aṫair nó re na ṁáṫair, * Cor- *Mat. 15. 5.
bán

bán (aḋón, an tioḋlacaḋ) do ḃeirimsi
uaim, raċaiḋ sé a dtarḃa ḋuitsi.
12. Agus ní léigtí ḋó as sin a
maċ ní sa mó do ḋéunaṁ dá aṫair na dá
ṁáṫair féin:
13. Ag cur bréiṫre Dé ar gcúl
leis an ngnáṫuġaḋ do órduiġeaḃair féin:
⁊ is mór dá leiṫéidiḃ so do niṫí.
Math.15. 10. 14. *Agus ar ngairm an tsluaiġ
uile ċuige ḋó, a duḃairt sé riu, éisdiġ
rium-sa uile, agus tuigiḋ.
15. Ní ḃfuil ní ar biṫ ar an dtáoḃ
a muiġ don duine téid a steaċ ann, lé
nab éidir a salċaḋ: acht na neiṫe tig
as a maċ, as iad sin na neiṫe salċus
an duine.
16. Giḋ bé agá ḃfuil clúasa
ċum éisdeaċta, éisdeaḋ sé.
17. Agus an tan do ċúaiḋ sé a
steaċ a dtiġ ón tsluaġ, do ḟiafruiġeadar
a ḋeisciobuil ceisd de, a dtimċioll na
cosaṁlaċta.
18. Agus a duḃairt sé riu, an
ḃfuiltí leis mar an gcéudna gan
tuigsi? an né naċ dtuigtí giḋ bé ní
don táoḃ a muiġ téid a steaċ sa duine,
naċ éidir leis eisean do salċaḋ?
19. Oir ní téid sé a steaċ ann a
ċroiḋe, acht ann a bolg: agus téid sé a
maċ sa ċampa, ġlanus a uile ḃiaḋ.
20. As a duḃairt sé, an ní téid amaċ
as an duine, as é sin salċus an
duine:
Gen.6.5. & 8.21. Math.15. 19. 21. *Oir is ón táoḃ a stiġ, ó
ċroiḋe na ndáoine, tigid na droiċ-
smuaintiġe, adhaltranas, sdriopaċus,
dúnmarḃṫa,
22. Goid, saint, aingiḋeaċt, meall-
tóireaċt, mionáire, droċsúil, blaisfémi-
me, uaḃar, amadanaċt:
23. Tigid na huilc-si uile ón táoḃ
a stiġ, agus salċaid an duine.
Math.15. 21. 24. *Agus ar néiriġe ḋó as sin,
do ċúaiḋ sé go críoċaiḃ Thírus agus
Shidon: agus ar ndul a steaċ a dtiġ
ḋó, níor ḃáill leis duine ar biṫ dfaġáil
a ḟeasa: giḋeaḋ níor ḃéidir leis ḃeiṫ a
ḃfolaċ.
Mat.15.5. 25. Oir an tan do ċúalaiḋ bean dá
ṫáiḃ agá raiḃ spiorad neaṁġlan an a
hinġin, táinic sí agus do léig sí i
féin síos agá cosaiḃ:
26. (Agus do buḋ Gréugaċ an
bean, Sirophenissa do ċinéul) agus do
ġuiḋ sí é an deaṁan do ṫeilgean a maċ
as a hinġin.
27. As a duḃairt Iósa ria, fulaing
ar tús an ċlann do sáṫiuġaḋ: oir ní
hiomċuḃaiḋ arán na cloinne do ġlacaḋ,
agus a ṫeilgean ċum na gcoiléun.
28. As do freagair sisi, agus a
duḃairt sí ris, is fíor sin a ṫiġearna,
giḋeaḋ itid na cuiléin fáoi an mbórd ní
do sbruileaċ na leanaḃ.
29. Agus a duḃairt seisean ria-si,
ar son na cainnti so imṫiġ romad:
do ċúaiḋ an deaṁan a maċ as hinġin.
30. Agus do ċúaiḋ sí dá tiġ, a-
gus fuair sí an deaṁan ar nimṫeaċt, a-
gus a hinġean na luiġe ar a leaba.
31. Agus do ḟill sé a ris ó tó-
rannaiḃ Thíruis agus Shidon, agus tái-
nic sé go fairrge na Galilé, tré lár
ċríoċaiḃ Dhecapólis.
32. Agus tugadar duine boḋar
balḃ ċuige: agus do iarradar air a
láṁ do ċur air.
33. Agus ar na ḃreiṫ leis fó leiṫ
ón pobal ḋó, do ċuir sé a ṁéir an a
ċlúasaiḃ: agus ag seileaġ air ḋó, do
bean sé ré na ṫeangaiḋ.
34. Agus ar bfeicsin suas ar
neaṁ ḋó, do léig sé osnaḋ as, agus a
duḃairt sé ris, Ephphata, aḋón, bí os-
gailte.
35. Agus ar an mball do hosglaḋ
a ċlúasa: agus do sgáoileaḋ ceangal
a ṫeangṫa, agus do laḃair sé go ceart.
36. Agus do aiṫin sé ḋíoḃ gan
sin doinnsin do duine: acht ní ḃfuil dá
méud dá dtoirmiosgaḋ seisean, naċ
móide go mór dfoillsiġidís ion [é.]
37. Agus do ġaḃ iongantus rom-
ór iad, agus a duḃradar: do rinne sé
gaċ uile ní go maiṫ: do ḃeir sé fá
deara go gcluinid na boḋair, agus go
laḃraid na bailḃ.

## CAIB. 8.

*Math.15. 32. ANn sna laethibh sin * ar
gcruinniughadh do pobal rom-
ór, agus gan ni aca do
iosaidis, ar ngairm a deis-
ciobal dhiosa chuige, a dubhairt sé riu:
2. A tá truaighe romhór agam don
pobal: do bhríogh gur fanadar a nois
trí lá am fochair, agus nach bfuil ni ar
bith re a ithe aca.
3. Agus dá léige mé na dtrosgadh
dá dtighib féin iad, rachaid siad a nan-
bfainne ar slighe, óir táinic cuid aca a
bfad.
4. Agus do fhreagradar a deisciob-
uil é, ga háit as a bfédfadh duine iad
so do sásadh lé harán ann so ar an bfá-
sach?
5. Agus do fhiafraigh seisean diob,
gá mhéud arán a tá agaibh? agus a
dubhradarsan, a seacht.
6. Agus do aithin seision don
tsluagh suidhe sios ar an dtalamh: a-
gus ar nglacadh na seacht narán dó, tar
éis buidheachuis do thabhairt, do bhris sé,
agus tug sé dá dheisciobluibh [iad] do
chum a gcurtha ann a bfiadhnuisi: agus do
chuiredarsan a bfiadhnuisi an tsluaigh
[iad.]
7. Agus do bhádar beagán diasgaib
beaga aca: agus an tan tug sé buidh-
eachus, a dubhairt sé iad som fós do chur
na bfiadhnuisi.
8. Agus do itheadar, agus do sá-
sadh iad: agus do thógbadar seacht
gcléib do bhiadh briste do bhí dfuighleach
aca.
9. Agus do bhí an lucht do chaith an
biadh a dtimcheall ceithre míle: agus do
léig sé uadh iad.
10. Agus ar an mball ar ndul a
luing dó maille ré na dheisciobluibh, tái-
nic sé go rann Dalmanúta.
*Math.16. 1. 11. * Agus tangadar na Phairi-
sinigh a mach, agus do thionnsgnadar
comhspóid do chur air, ag iarraidh comhar-
tha ó neamh air, dá theasdughadh.
12. Agus ar ndéunamh osna dósan
ann a spioraid, a dubhairt sé, créd fá ni-
arrann an cineadh so comhartha? a dei-
rim ribh go firinneach, nach dtiobhartar
comhartha don chineadh so.
13. Agus ar na bfagbháil dó, ar
ndul a luing a ris, do chuaidh sé don
taoibh eile.
14. * Agus do dhearmadar na de- *Math.16.
isciobuil arán do breith léo: agus ni 5.
raibh aca ach aon arán amháin ann sa
luing.
15. Agus do aithin sé dhióbh, ag
rádh, féuchaidh, coimhéadaigh sibh ó laibhin na
bPhairisinech, agus ó laibhin Iorúaith.
16. Agus do thagradarsan eatorra
féin, ag rádh, * is tré nach bfuilid a- *Math.16.
ráin aguinn [a tá sé.] 7.
17. Agus ar na aithne sin do Iosa,
a dubhairt sé riu, créd do beir ag dios-
bóireacht sibh, ar son nach bfuilid aráin
aguibh? né nach fios dib fós, agus nach
dtuigthi? an bfuilid croidheadha cruaidhe
aguibh fós?
18. O a táid súile aguibh, créd fá
nach bfaicthi? agus ó táid cluasa a-
guibh, créd fá nach gcluinti, agus nach
gcuimhnigthi?
19. An tan do bhris mé na cúig
aráin ar na cúig míle, ga mhéud cliabh
lán do bhiadh briste do thógabhair? a dei-
ridsean ris, dá chliabh dhéug.
20. Agus a nuair [do bhris] mé na
seacht naráin ar na ceithre míle fear, gá
mhéud cliabh lán do bhiadh briste do
thógabhair? agus a dubhradarsan, a
seacht.
21. Agus a dubhairt sion riu, cionnas
nach dtuigthi [na neithesi?]
22. Agus táinic sé go Bethsaida:
agus tugadar dall chuige, agus do
iarradar air buain ris.
23. Agus ar mbreith ar láimh an
doill dó, do threoraigh sé as an mbaile
a mach é: agus ar gcur a seile ar a
shúilibh, agus ar gcur a lámh air, do fhi-
afraigh sé de an bfaca sé én ni.
24. Agus ar dtógbháil a shúl suas
dósan, a dubhairt sé, do chím daoine ag
siobal mar chranna.
25. Na dhiaigh sin, do chuir sé a láma
a

a ris ar a ṡúilib, agus tug sé fa deara dó, a ṡúile do ṫógbáil suas: agus do haisḋeagad [a radharc dó,] agus do ċonnairc sé các uile go soilléir.

26. Agus do ċuir sé dá ṫig féin é, ag rád, na himṫigh don baile úd a ṡteaċ, agus ná hinnis [so] do ḋuine sa baile.

*Math.16. 13. 27. * Agus do ċuaid Iósa agus a ḋeisciobail a maċ go bailtib Sesárea Philippi: agus do ċuir sé ceist ar a ḋeisciobluib ar a tsliġe, ag rád riu, créd a deirid na dáoine cia misi?

28. As do ḟreagradarsan, [a deir dream díob gur ab tú] Eóin baisde: agus dream eile Elias: agus dream eile áon do na fáidib.

29. Agus a dubairt seisean riu, as créd a deirtisi cia mé? ar ḃfreagra do Ṗheadar, a dubairt sé ris, as tú Criosd.

30. Agus do bagair sé orrṫa, gan innse deinneaċ dá tṫaoib féin.

31. Agus do ṫionnsgain sé a dteagasg, gur ab éigin do ṁac an duine morán dfulang, agus a diultad ó na sinnsearaib, agus ó uaċtaránaib na sagart, agus ó na sgriobuidib, agus a marbad, agus éirge a ris a gcionn trí lá.

32. Agus do labair sé an glórsa ós áird. Agus ar mbreiṫ do Ṗeadar air, do ṫionnsgain sé aċmusán do ṫabairt dó.

33. As an gcasad dósan, agus ar ḃfeicsin ar a ḋeisciobluib, do imdearg sé Peadar ag rád, imṫigh am diaigh a Shatáin: óir ni ṫuigenn tú na neiṫe bheanas ré Dia, as na neiṫe bheanas ré dáoine.

*Math.10. 38. 34. Agus ar ngairm an tsluaiġ agus a ḋeisciobal ċuige dó, a dubairt sé riu: * gidb é lé nab áill misi do leanṁuin, diultad sé dó féin, agus tógbad sé a ċros, agus leanad sé misi.

35. Oir gidb é neaċ lé nab áill anam féin do ċoiméd, caillfid sé é; agus gidb é neaċ caillfeas anam féin ar mo sonsa, agus ar son an tsoisgéil, coiméudfaid sé é.

36. Oir créd é an tarba do neaċ ar bit, dá ngnoiduiġe sé an doṁan uile, agus anam féin do ċaill?

37. Nó créd i an malairt do ḃéurad duineaċ ar son anma féin?

38. * Oir gidb é neaċ lér nár misi, agus mo briaṫra ann sa ċineal adaltrannaċ agus peaċaċ so, budh nár lé mac an duine eisean mar an gcéadna, an tan ṫiocfas sé a nglóir aṫar féin, maille ré na ainglib náomṫa. *Math.10. 33.

---

## Caib. 9.

Agus a dubairt sé riu, * go firinneaċ a deirimsi rib, go ḃfuil dream dá ḃfuil na seasamh ann so do laṫair, naċ blaisfi bás, no go ḃfaicid siad rioghaċt Dé ag teaċt maille ré cumaċtaib. *Math.15. 28.

2. * Agus a gcionn sé lá na diaighsin, rug Iósa Peadar, agus Séumas, agus Eóin leis, agus do ṫreóruiġ sé iad na náonar fá leiṫ, go sliab ro árd: agus do hátruiġeadh a ċruṫ na ḃfiadnuisi, *Math.17. 1.

3. Agus do bádar a édaige dealrrughech, roighel mar an sneaċta, a gcruṫ naċ éidir lé háon ġlanadóir édaige ar talam a ngealad.

4. Agus do taisbeanad dóib Elias maille ré Máoisi, agus do bádar ag comrád ré hIosa.

5. Agus ar ḃfreagra do Ṗheadar, a dubairt sé ré hIosa, a maiġistir, is maiṫ sinne do beiṫ ann so: ar a nadbarsin déunam trí bota, boṫ duitsi, agus boṫ do Ṁháoisi, agus boṫ Délias.

6. Oir ni raib a ḟios aige créd do laibeórad sé: óir do bádar ar criṫ ré heagla.

7. Agus do éirig néull do ċuir sgáile na dtimċell: agus táinic guṫ as an néull, ag rád, ag so mo ṁac gradaċsa, éisdig ris.

8. Agus ar ḃfeicsin na dtimċell go hobann dóib, ni facadar éin neaċ as sin suas, as Iósa na áonar na ḃfocair.

9. Agus ag teacht dóibh a núas ón tsliabh, do aithin sé dhíobh gan na neithe do chonncadar dinnisin do éinneach, no go neiséirgheadh mac an duine ó marbhaibh.

10. Agus do choinghmheadar an glór sin aca féin, dá fhiafruighe dá chéile, créd is ciall dó súd, eiséirghe ó marbhaibh.

11. Agus do fhiafruigheadar dheisean ag rádh, créd fá nabruid na sgríobhuidhe, gur ab éigean Elias do theacht ar tús?

12. Agus ar bhfreagra dhósan a dubhairt sé riu, tig Elias go deimhin ar tús, agus aiséocaidh sé gach uile ni:
*Isa.53.12. * agus mar a tá sgríobhtha a dtimcheall mhic an duine, go gcaithfeadh sé mórán dfulang, agus beith fá neimhchion.

13. Achd a deirimsi ribh, go dtáinic Elias, agus go ndearnadar ris gidh bé ní do thoghradar, mar a tá sgríobhtha air.

*Math.17.14. 14. * Agus ar dteacht dó chum a dheisciobal, do chonnairc sé slúagh mór na dtimcheall, agus na sgríobhuidhe ag diosbóireacht riu.

15. Agus ar an mball a bhfacaidh an slúagh uile é, do ghabh úathbhás iad: agus ag rith chuige do chuireadar fáilte roimhe.

16. Agus do fhiafruigh sé do na Sgríobhuidhibh, créd é an ni so thagartháoi eadruibh féin?

17. Agus ar bhfreagra do neach don tslúagh, a dubhairt sé, a mhaighisdir, tug mé mo mhac chugad, ar a bhfuil spiorad balbh.

18. Agus gach uile ball a mbeireann sé air, tarruingidh sé as a chéile é: agus cuiridh se cubhar thar a bhéul, agus do ní sé giosgarnach lé na fiaclaibh, agus téid sé a seargthacht: agus a dubhairt mé réd dheisciobluibhsi a chur a mach as, achd cheana níor fhéudadar.

19. Agus ar bhfreagra dhósan a dubhairt sé ris, a chineadh gan chreideamh, gá fad bhias mé eadruibh? agus gá fad fós fhulóngus mé sibh? tabhruidh chugamsa é.

20. Agus tugadar chuige é. Agus an tan do chonnairc sé é; do tharraing an spiorad as a chéile é ar ball: agus ar dtuitim ar an dtalamh dhó, do bhí sé dá únfairt ag cur chubhair [as a bhéul.]

21. Agus do fhiafruigh [Iósa] dá athair, gá fad daimsir ó tharla so dhó? Achd a dubhairt seision, ó bhí sé na leanabh,

21. Agus is minic do theilg sé a dteinidh agus an uisge é, do chum go millfeadh se é. Achd má a tá cumhachd ar bith agadsa, bíodh trúaighe agad dhuinn, agus fóir orruinn.

23. Achd a dubhairt Iósa ris, más éidir leachd so do chreideamhuin, a tá gach én ni soidhéanta don té chreideas.

24. Agus ar néigheamh dathair an bhúachalla ar an mball maille ré déaruibh, a dubhairt sé, creidim a thighearna, fóir mo mhíchreideamh.

25. Agus an tan do chonnairc Iósa an slúagh uile ag coimhrith chuige, do imdheargh sé an spiorad neamhghlan, ag rádh ris, a spiorad bhailbh agus bhodhair, aithnimsi dhíot, imthigh a mach as, agus na héirigh astech ann ní sa mhó.

26. Agus ar néigheamh dhó, agus ar na tharrang as a chéile go ro úathbhásach, do chuaidh sé a mach as: agus do bhí sé a riocht mhairbh, ionnas go ndubhradar mórán, go bhfuair sé bás.

27. Achd ar mbreith Dhíosa ar a láimh, do thógaibh sé súas é: agus déirigh seision.

28. Agus an tan do chúaidh sé astech a dtigh, do fhiafruigheadar a dheisciobail de go seichréideach, créd fá nár fhéadamairne an [spiorad] úd do theilgean a mach?

29. Agus a dubhairt seisean riu, ní héidir an ghné [deamhan] so do dhul a mach lé ní ar bith, achd tré úrnaighthe, agus tré throsgadh.

30. * Agus ar nimtheacht dóibh as sin, *Math.17.22.
do chúadar tríd an Ngalilé: agus níor bháil leis a fhios do bheith ag éinneach.

31. Oir do theagaisg sé a dheisciobail féin, agus a dubhairt sé riu, go mbéurthar mac an duine a lámhaibh na ndáoine,

oine, agus cuirfid ċum báis é: agus
tar éis báis dfaġáil dó, éireoċuiḋ sé
an treas lá.
32. Aċt níor ṫuigeadar an comhrád-
sa, agus do bhí eagla orrṫa a ḟiafruiġe
dheisean.
* Math.18. 1. 33. * Agus táinic sé go Caper-
náum: agus ar mbeiṫ a dtiġ dó, do
ḟiafruiġ sé dhíob, créd do bhí agaibh dá
tagra eadraibh féin ar a tsliġe?
34. Aċt do ṫosdadarsan: óir do
bhádar ag tagra a naġaiḋ a ċéile ar
a tsliġe, cia aca budh mó.
35. Agus ar suiḋe dó, do ġoir
sé an dá ḟear dhéug ċuige, agus a du-
bhairt sé riu, giḋ bé neaċ lé nab mian
beiṫ a dtosaċ, budh é bus déiġionaiġ
do ċáċ uile, agus bus seirbhiseaċ dóibh
uile.
36. Agus ar mbreiṫ ar leanbh dó,
do ċuir sé ann a lár é: agus ar na
ġabháil an a uċt, a dubhairt sé riú,
37. Giḋ bé neaċ ġéubhus ċuige áon
dá leiṫeidibh so do leanbhuibh am ainm-si,
gabhuiḋ sé mise ċuige: agus giḋ bé
neaċ ġéubhus mise ċuige, ní mise ġabhus
sé ċuige, aċt an té do ċuir uaḋ mé.
Luc.9.49. 38. * Aċt do ḟreagair Eóin é, ag
ráḋ, a ṁaiġisdir, do ċonnacamar neaċ ag
cur deaṁan a maċ ad ainm-si, naċ
leanann sinne: agus do ċhoisgeamar
toirmeasg air, ar son naċ leanann sé sinn.
39. Agus a dubhairt Iósa, ná toir-
1 Cor.12. 3. measguiḋ é: * óir ní bhfuil éinneaċ do ḋéna
mìorbhuile tré m'ainm-si, agus ḟéudus
olc do ráḋ rium ar an mball.
40. Óir giḋ bé neaċ naċ bhfuil ar
Math.10. 42. naġaiḋ, atá sé air ar son.
41. Óir giḋ bé neaċ do bhéura cu-
pán uisge ré a ól dáoibhsi am ainm-si,
tré gur ab lé Críosd sibh, a deirim
ribh go firinneaċ, naċ léigfi sé a luaiḋ-
eaċt a muġa.
Math.18. 6. 42. Agus giḋ bé bhéuras adhbhar
oilbhéime dáoin neaċ do na dáoinibh bea-
ga so ċreideas ionnamsa, do bḟearr
dó go mór go gcuirfiḋi cloċ ṁuilinn fá
na bráġaid, agus go dteilgfiḋi é ann
Math. 5. 29. & 18. sa bḟairge.
43. * Agus más ciontaċ do láṁ

ré hoilbhéim dfaġáil ort, gearr díot í:
is feárr ort dul ar leaṫláiṁ don bea-
ṫaiḋ, ná dá láiṁ do beiṫ agad, agus
dul go hifearn, a dteiniḋ naċ éidir do
ṁúċaḋ:
44. * Al náit naċ éugann a bpéisd, * Isai. 66. 24.
agus naċ múċtar a dteine.
45. Agus más ciontaċ do ċos ré
hoilbhéim dfaġáil ort, gearr díot í:
is feárr ort dul don beaṫaiḋ mharthannaiġ
ar leaṫċois, ná dá ċois do beiṫ agad
agus do ṫeilgean go hifearn, ann sa
teiniḋ naċ éidir do ṁúċaḋ:
46. Al náit naċ éugann a bpéisd, a-
gus naċ múċtar a dteine.
47. Agus más ciontaċ do ṡúil ré
hoilbhéim do ṫabhairt ort, teilg asad í:
is feárr ort dul a steaċ go ríoġ-
aċt Dé ar éunsúil, ná dá súil do beiṫ
agad, agus do ṫeilgean go teiniḋ
ifeirn:
48. Al náit naċ éugann a bpéisd,
agus naċ múċtar a dteine.
49. Óir saillfiṫear gaċ áon neaċ lé
teiniḋ: * agus saillfiṫear gaċ áon * Levit. 2. 13.
ioḋbhairt lé salann.
50. * Is maiṫ an salann: aċt ceana * Math. 5. 13.
má bhíonn an salann gan blas, créd lé a
ndéuntaoi deaġbhlasda é? bíoḋ salann
agaibh ionnaibh féin, agus bíoḋ síoḋċáin
agaibh ré ċéile.

---

CAIB. 10.

AGus * ar néirġe as sin dó, * Math. 19. 1.
táinic sé go críoċaibh Iudéa,
tréas an dtáobh ṫall do
Iordán: agus do ċruinniġe-
dar sluaiġte a ris ċuige:
agus mar budh ġnáṫ leis, do ṫeagaisg
sé iad a rís.
2. Agus ar dteaċt do na Phairisine-
ċaibh ċuige, do ḟiafruiġeadar dhe, dá ṫea-
dhuġaḋ, nar ċeaduiġeaċ dfior a bean do
leigean.
3. Aċt ar bḟreagra dósan, a dubhairt
sé riu, créd do aiṫin Maóise dibh?
4. Agus a dubhradarsan, do ḟu-
laing Maóise leitir deaġlaiġṫe do sgrí-
obaḋ, 7 a leigean. 5. Agus

5. Agus ar bfreagra Díosa a dub-
ạirt sé riu, is ar son cruais bur gcroi-
dheadh do sgriobh sé a naitheanta dib.
6. Gidheadh ó thosach an chruthaighthe,
fear agus bean do rinne Dia iad.
7. Ar a nadhbharsin fúigfidh neach a
athair féin, agus a mathair, agus ceangal-
fuidh sé dá mhnaoi pósda:
8. Agus béid a ráon na náoin fhé-
oil: ionnas nách diat iad as sin a mach,
acht éin fheoil amáin.
9. Ar a nadhbharsin gidh bé ni do
cheangail Dia ré chéile, na sgáoileadh
duine é.
10. Agus a stigh a ris do chuir-
dar a deisciobuil ceisd fán ni céudna
sin air.
11. Agus a dubhairt seision riu,
* gidh bé ar bit duine leigfios a bean
féin, agus bheuras bean eile, do ni sé
adhaltranus na haghaidh.
12. Agus má leigean bean a fear
féin, agus go bpósfadh si ré fear eile,
do ni si adaltranas.
13. * Agus tugadar chuige leinibh,
do chum go mbeannachadh sé riu: agus do
imdheargadar a deisciobail an muintir
thug léo iad.
14. Agus an tan do chonnairc Iósa [sin],
do bi michéudfaidh aige orrtha, agus a
dubhairt sé riu: léigidh do na leanbaib
teacht chugamsa, agus ná toirmeasgaidh
iad. Oir is lé na leithéidib súd flai-
theas Dé.
15. A deirim rib go firinneach, gidh
bé nách gcéuba rioghacht Dé chuige mar
leanab, nách racha sé a steach go brách
innti.
16. Agus an tan do ghab sé chuige
iad an a uct, ar gcur a lám orrtha, do
bheannaigh sé iad.
17. * Agus an tan do chuaidh sé a
mach ar a tslighidh, do rith óglach chuige,
agus do léig sé ar a ghluinibh dó é, a-
gus do fiafruigh sé de: a maighistir
mait, créd do dhéuna mé, do chum go
bfuighinn an beatha marthanach doighreacht.
18. Agus a dubhairt Iósa ris, créd
fá ngoireann tú mait dhiomsa, ni bfuil
duine mait, acht Dia amháin.

19. A tá fios na naitheantadh agad,
ná déuna adaltranus, ná déuna dún-
marbhadh, ná déuna goid, ná déuna fiad-
nuisi bhréige, ná déuna mealltóireacht, onó-
ruigh athair féin agus do máthair.
20. As ar bfreagra dósan, a dub-
hairt sé ris, a maighistir, do choiméud mé
iad so uile ó móige.
21. As ar bfeuchain Díosa air, tug
sé toil dó, agus a dubhairt sé ris, a tá
én ni dhuireasbhuidh ort: imthigh, reic a
bfuil agad, agus tabhair do na bochtaib:
agus do gheuba tú ciste ar neamh: a-
gus tárr, tóg do chros, agus lean misi.
22. Agus do ghab doilgheas eisean
ar son an chomráidh sin, agus do imthigh
sé go tuirseach: óir do bi iomad sai-
bhris aige.
23. Agus an tan do féuch Iósa na
timcheall, a dubhairt sé ré na deisciob-
luib, créd é a dhocamhluighe don muintir
agá bfuil saidhbhrios, dul a steach go
flaitheas Dé.
24. Agus do bi uathbhás ar a deis-
ciobluib tré na briathruibh. Agus ar
bfreagra Díosa a ris, a dubhairt sé riu:
a chlann, créd é dhochrás don muintir chui-
reas a ndóigh a saidhbhreas, dul a steach
go flaitheas Dé?
25. As usa do chámall dul tré chró
snáthaide, ná do dhuine saidhbhir dul a
steach go flaitheas Dé.
26. As do ghab barr uathbháis iad-
san, ag rádh eatorra féin, másead cia is
éidir do slánughadh?
27. Agus ar bféuchain Díosa orr-
tha a dubhairt sé, ni bfuil so air cumas do
dhaoine, acht a tá sé ar cumas do Dhia,
óir a táid na huile neithe soidhéunta do
Dhia.
28. * Agus do thionnsgain Peadar
a rádh ris, féuch, do threigeamne gach
uile ni, agus do leanamar tusa.
29. As ar bfreagra Díosa, a dub-
hairt sé, a deirim rib go firinneach, nách
bfuil éin neach fhágbhas a tigh, nó a dearb-
páithreacha, nó a deirbhsethracha, nó a
athair, nó a máthair, nó a bean, nó a chlann,
nó a dhúthaidh, air mo sonsa agus ar son
an tsoisgéil,

30. Nách

* Math. 5. 32. & 19. 9.
* Math. 19. 3.
* Math. 19. 16.
* Math. 19. 27.

30. Nach bḟuighe sé a chéud oiread a
a nois an sa naimsirso, tighte, agus
dearbhraithreacha, agus deirbhsethracha, a-
gus máithreacha, agus clann, agus dú-
thaidh maille ré hannró, agus an sa
tsaoghal a tá ag teacht, an bheatha mhartha-
nach.
* Math.19. 31. * Acht a táid mórán ar tús,
30. biaidh fá dheireadh: agus an deireadh, biaidh
ar tús.
* Math.20. 32. * Agus do bhádar ar a tsli-
17. ghe ag dul súas go Hiarusalém:
agus do bhí Iósa rompa: agus do ghabh
iongantas iad, agus agá leanmhuin do
ghabh eagla iad. Agus ar mbreith an dá
fher dhéug dó fá leith leis a ris, do thi-
onnsgain sé na neithe do theigeumhadh dó
dhinnsin dóibh.
33. Oir féuch, a tamaid ag dul sú-
as go Hiarusalém, agus do bhéarthar
mac an duine dúasaranaibh na sagart,
agus do na sgriobhuidhibh, agus béurfuid
breith báis air, agus do bhéarfuid do na Ci-
neadhachaibh é;
34 Agus do dhéunaid fonámhad
fáoi, agus sgiursfuid é, agus géub-
aid do seilidhibh air, agus cuirfid chum
báis é; ar éiréochuidh sé a ris an treas
lá.
* Math.20. 35. * Agus tangadar Séumas a-
20. gus Eóin, mic Shebedé, chuige, ag rádh,
a maighistir, is í ar dtoil go ndéantá
dhúinn gidh bé ni iarrfam ort.
36. Ar a dubhairt seisean riu, créd
as áill lib misi do dhéunamh dhíbh?
37. Agus a dubhradarsan ris, áon-
taigh dhúinn go suidhfidh fear aguinn ar do
láimh dheis, agus fear eile ar do láimh
chli, ad ghlóir féin.
38. Ar a dubhairt Iósa riu, ni fios
dáoibh créd iartáoi. A néidir lib an
cupán ibhimsi dól, agus bur mbaisdeadh
leis an mbaisdeadh, lé a mbaisdear misi?
39. Agus a dubhradarsan ris, is
éidir. Ar a dubhairt Iósa riu, go deimhin
an cupán ibhimsi ibhtáoisi é: agus an
baisdeadh lé a mbaisdear misi, baisdfi-
dhear sibhsi leis:
40. Acht suidhe ar mo láimh dheis, a-
gus ar mo láimh chli, ni leamsa a thabh-
airt úaim, acht don droing dar hullmhuigh-
eadh é.
41. Agus an tan do chúaladar an
deichneabhar [so,] do thionnsgnadar mích-
éadfaidh do dhéunamh ar Shéumas agus ar
Eóin.
42. Agus ar na ngairm chuige Dio-
sa, a dubhairt sé riu: * a tá a fios a- * Luc. 22.
guibh an mhuinntir agá bhfuil cumhachta ar 25.
na Cineadhachaibh, go bhfuil tighearnus aca
orrtha: agus go mbid a ndáoine mó-
ra tréun orrtha.
43. Acht chena ni mar sin biaidh sé
eadrauibhsi: acht gidh bé lé nab mian beith
na dhuine mór bur measgsa, biaidh sé na
óglach aguibh:
44. Agus gidh bé aguibh lé nab mian
beith a dtosach, biodh sé na sheirbhiseach ag
cách uile.
45. Oir ni tháinic mac an duine ion-
nas go ndéantaoi seirbhis dó, acht do
dhéanamh seirbhisi, agus do thabhairt anma
féin mar || éiric ar son mórain. || No, luach fuasgalta.
46. * Agus tangadar go Iericó: * Math.20.
agus ar nimtheacht dósan agus dá dhei- 29.
sciobluibh, agus do bhuidhin mhóir as Ie-
rico, do shuidh an dall Bartiméus,
mac Thiméus, ar a tslighe ag iar-
ruidh déirce.
47. Agus an tan do chúaluidh sé
gur bé Iósa Nasardha do bhí ann, do
thionnsgain sé éighme, agus a rádh, a Ió-
sa mic Daibi, dhéna trócaire orum.
48. Agus do mheadhgadar mórán é,
do chum go mbiadh sé na thost: acht is
móide do éighmeadh seision sin, a mhic
Daibi, déuna trocaire oram.
49. Agus ar sseasamh Diósa a du-
bhairt sé, eisdear do ghairm chuige. Agus
do ghoireadarsan an dall, dá rádh ris,
biodh dóchas maith agad, éiridh: a tá
sé dod ghairm.
50. Agus ar dteilgean a bhruit úadh
dósan, do éirigh sé, agus táinic sé
chum Iósa.
51. Agus ar bhfreagra Diosa a
dubhairt sé ris, créud is mian leat misi
do dhéunamh dhuit? acht [illegible] dubhairt an
dall ris, a maighistir, mo radharc ai-
seag dham.

52. Agus

52. Agus a dubhairt Iosa ris, im-
tigh, do ſlánuigh do ċreideamh tú. Agus
ar an mball fuair sé a radharc, agus
do lean sé Iosa sa tsliġe.

## CAIB. II.

* Math.21. 1. Agus * an tan tangadar a
bfogus do Iarusaleim, go
Betpage agus go Betá-
nia go sliabh na Nolaiġeadh,
do ċuir sé días dá deisciobluibh uadh,
2. Agus a dubhairt sé riu, imtigiḋ
don baile úd ṫall ar bur gcoinne. A-
gus mar ráċtaoi a steaċ ann, do ġeub-
taoi searraċ ceangailte, ar nár suiḋ
éunduine riamh: sgaoiliḋ é agus ta-
bhruiḋ lib é.
3. Agus má deir éinneaċ ribh, créud
fá ndéuntaoi so? abruiḋ, go bfuil
a riachtanus ar an dtigearna: agus
cuirfiḋ sé uadh ann so ar ball é.
4. As do imṫigheadarsan, agus fua-
radar an searraċ ceangailte ag an
dorus don táoibh a muiġ a ccomrag
dá sligheadh: agus do sgáoileadar é.
5. Agus a dubradar drem áiriġ-
ṫe don muinntir do bí na seasamh ann sin
riu, créd do níti ag sgáoileadh an
tsearraiġ?
6. As a dubradarsan riu, mar
do aitin Iosa: agus do leigeadar úa-
ta iad.
7. Agus tugadarsan an searraċ
ċum Iosa, agus do ṫeilgeadar a mbruit
air, agus do ṡuiḋ sé air.
8. Agus do leaṫnuigheadar mórán a
mbrait ar a tsliġe: agus do ġearra-
dar drong eile ġeuga do na crannuibh,
agus do ċroiteadar ar a tsliġe [iad.]
9. Agus an lucht do bí rompa, a-
gus na ndiaiġ, do éiġmeadar, ag radh,
hosanna, is beannaiġṫe an té tig a
nainm an tiġearna.
10. Is beannuiġṫe ríoġaċt ar naṫar
Dáibi, ṫig a nainm an tiġearna: ho-
sanna ann sna hárdaibh.
11. Agus do ċuaiḋ Iosa a steaċ
go hIarusaléim, agus don tempoll:
agus ar bféuċain na ṫimċeall ar gaċ
én ni dó, ar mbeiṫ don trát nóna ann,
do ċúaiḋ se a mac go Betánia maille
ris an dá fear déug.
12. Agus an lá na ḋiaiġ sin, an
tan do ċúadar a mac as Betánia, do
ġab ocrus é.
13. * Agus an tan do ċonnairc sé * Math.21. 19.
crann fige a bfad uaḋ, ar a raib dril-
lebar, táinic sé dá féuċain an bfuigh-
eaḋ sé éin ni air: agus an tan ṫáinic sé
ċuige, ni bfuair sé éin ni as na duilleó-
ga: óir nir bhi aimsir na bhfigidhe i.
14. Agus ar bfreagra Iosa, a
dubhairt sé ris an gcrann fige, ó so sú-
as nár iṫe duine ar biṫ toradh diot
go bráṫ, agus do ċúaladar a deisci-
obail [é,]
15. * Agus tangadar go hIaru- * Math.21. 12.
saléim: agus ar ndul a steaċ don
tempoll Iosa, do ṫionnsgain sé an
drem do bi ag reic, agus ag ceannaċ
ann sa tempoll do ċur a mac, agus
do ṫeilg sé air lár buird luċt malarta
an airgid, agus caiṫireaċa luċt reca na
gcolum.
16. Agus ni fulaingeaḋ sé go niom-
ċoradh duine ar biṫ soiġṫeaċ trid a
tempoll.
17. Agus tug sé teagasg úaḋ,
ag rádh riu, an né naċ bfuil sgriobh-
ṫa, go ngoirfiṫear tig úrnuiġṫe dom
ṫigse, ag na huile ċineaḋaċuibh? as do
rinnebhair tuaiṁ biotamnaċ de.
18. Agus do ċúaladar na sgrio-
bhuiḋe, agus uasaláin na sagart [so,]
agus do bhádar ag iarruiḋ cionnus do
millfidis é. Oir do bhi egla orrta,
do bhriġ go raibh iongantas ag an
tsluaġ uile ann a ṫeagasg.
19. * Agus an tan ṫáinic an trát- * Math.21. 19.
nóna, do ċúaiḋ sé a mac as an gcaṫ-
raiġ.
20. Agus ag gabhail ṫairis ar
maidin dóibh, do ċonncadar an crann
fige ar ná ċríonadh as a fréumaċ.
21. Agus ar gcuimniugaḋ do Phea-
dar, a dubhairt sé ris, a maiġistir,
féuċ, an crann fige úd do mallaiġ tú,
a tá sé ar gcríonadh.

22. Agus

22. Agus ar bhfreagra Díosa a du-
bhairt sé riú, bíoḋ creideaṁ Dé agaiḃ.
23. Oir go firinneach a deirimsi riḃ,
giḋ bé neach a déura ris an sliaḃ so,
tógṫar tú, agus teilgṫear ann sa
bhfairrge tú: agus nách bia cunntabhairt
aige ann a ċroiḋe, acht go gcreide sé
go dtiucfaiḋ na neiṫe a deir sé
ċum criċe, teigéumaiḋ dó gach ní a
déura sé.
24. Ar a nadhbharsoin a deirim riḃ,
*Mat.7.7. *giḋ bé ní iarrṫaoi an tan do niṫi úr-
naiġṫe, creidiḋ go bhfuiġṫi: agus do
ġeubhṫaoi é.
25. Agus an tan bheiṫi bhur seasaṁ
*Math.6,14. ag dénaṁ úrnuiġṫe, *maiṫiḋ má tá
ní ar biṫ aguiḃ a naġaiḋ éinduine:
ionnas go maiṫfeaḋ bhur naṫairsi a tá
ar neaṁ, bhur cciona féin dáoibhsi mar
an gcéudna.
26. Oir muna maiṫṫisi, ní ṁaiṫfi
bhur naṫair a tá ar neaṁ bhur cciona féin
dibhsi.
27. Agus tangadar a ris go Hiar-
*Math.21.23. rusaléim: *agus ar mbeiṫ ag siob-
al sa teampoll dósan, tangadar úasa-
rám na sagart, agus na sgriobhuiḋe,
agus na sinnsir ċuige:
28. Agus a deirid ris, créd é an
túġdarrás lé a ndéunann tusa na nei-
ṫesi? ⁊ cia tug na cumasa so dhuit,
do ċum na neiṫeaḋ so do déunaṁ?
29. As ar bhfreagra Díosa a dubh-
airt sé riú, fiafróċaiḋ misi éin ní a
ṁáin dibhsi, agus tabhraiḋ freagra oram,
agus inneósaiḋ mé dhíbh cia an túġdar-
rás lé a ndéunaim na neiṫe so?
30. An ó neaṁ táinic baisdeaḋ Eóin,
nó ó dháoiniḃ? tabhraiḋ freagra orum.
31. Agus do bhádarsan ag díosbói-
reaċt eatarra féin, ag ráḋ, má deirmid
ó neaṁ: a déura sé, ar a nadhbharsin
créd fá nár ċreideabhairsi dó?
32. As má deirmid, ó dháoiniḃ: a tá
eagla an pobail orainn: oir do bé a meas
uile ar Eóin, gur bfáiḋ é go firinneach.
33. Agus ar bhfreagra dóibhsion a
dubhradar ré Híosa, ní bhfuil a fios
againn. Agus ar bhfreagra Díosa, a
dubhairt sé riú, ní mó innéosas misi dib-
si cia an túġdarrás lé a ndéunaim
na neiṫe so.

---

## CAIB. 12.

Agus do *ṫionnsgain sé lab- *Math.21.33.
airt riú a gcosamlaċtaiḃ,
ag ráḋ; do ċuir duine áir-
iġṫe fineaṁain, agus do ċuir
sé fál na timċeall, agus do toċail sé
ionad bhfáisgṫe an fíona, agus do
tóg sé tor, agus tug sé ar cíos do
sgolóġaiḃ í: agus do ċúaiḋ sé féin a
gcoigcriċ.
2. Agus do ċuir sé searbhfoġan-
tuiḋe ċum na sgológ na am [féin,] do
ċum go bhfuiġeaḋ sé ní do toraḋ na fi-
neaṁna ó na sgolóġaiḃ.
3. As ar mbreiṫ air dóibhsean do
bhuaileadar agus do leigeadar úata fo-
luṁ é.
4. Agus a ris do ċuir sé ċuca
searbhfoġantuiġe eile: agus ar ngab-
áil do ċloċaiḃ air an bhfearsoin, do bhris-
eadar a ċeann, agus do ċuireadar úata fá
ṁíoṁoḋ é.
5. Agus a ris do ċuir sé neach eile
ċuca: agus do ṁarbhadar an fearsin:
agus mórán eile, ag buálaḋ coda aca,
agus ag marbhaḋ coda eile.
6. As do bí aige fós éun ṁac a
ṁáin ionṁuin, agus do ċuir sé eisean
ċuca fá deireaḋ, ag ráḋ, do ḃéuraiḋ
siad onóir dom ṁac.
7. As a dubhradar na sgológa ea-
torra féin, is é so an toiḋre: tigiḋ,
marbham é, agus buḋ linn féin an oiḋ-
reaċt.
8. Agus ar mbreiṫ air do ṁarbha-
dar é, agus do teilgeadar as an bhfi-
neaṁain a mac é.
9. Ar a nadhbharsin créud do dhéna
tiġearna na fineaṁna? tiocfaiḋ sé, ⁊
sgriosfaiḋ sé na sgológa, ⁊ do ḃéura
sé an fineaṁain do dháoiniḃ eile.
10. An né nár léuġabhair an sgriob- *Psal.118.22.
tuir so, *an ċloċ do diultadar na rá-
oir, is í atá ar na dénaṁ na ċeann sa
ċúainne.

11. Is é an tigherna do rinne so, a-
gus is iongnadh é an ar sṡúilibhne?
12. Agus do iarradarsan breith
air, as do bhí eagla an pobail orr-
tha: oir do thuigeadar gur ab na nagh-
aidh féin a dubhairt sé an cosamhlas
soin, agus ar na fágbháil do imthigh-
eadar rompa.
* Math.22. 15. 13. * Agus do chuireadar chuige
dream áirighe do na Phairisineachaibh, a-
gus do mhuintir Iorúaith, do chum go
ngreimeóchaidís é an a chainnt.
14. Agus an tan tháinic siad a
dubhradar ris, a mhaighisdir, a tá a
fios aguinne go bfuil tusa firinneach, a-
gus nach bfuil cás agad a naondaoine:
oir ni féuchann tú ar pearsainn na ndáoine,
as múinidh tú slighe Dé do réir na fi-
rinne: an ceaduighthear cíos do thabhairt do
Shésar, nó gan a thabhairt? an dtiubh-
ram, nó nach dtiubhrum?
15. Agus ar naithne a cceilge dó-
san, a dubhairt sé riú, créd fá ccur-
thaoi cathughadh oram? Tabhraidh chugam
pighinn dá féucham.
16. Agus tugadarsan [sin] leó.
Agus a dubhairt seision riú, cia dár
ab iomáigh so, agus cia ré a mbeanann
an sgribheann? agus a dubhradarsan ris,
ré Sésar.
17. Agus ar bfreagra Díosa a
dubhairt sé riu, tabhraidh do Shésar, na
neithe is lé Sésar: agus do Dhia, na
neithe is lé Dia. Agus do bhiongnadh
leó é.
* Math.22. 23. 18. * Agus tangadar na saduiceinigh chuige, a deir nách bfuil eiséirghe
ann: agus do fiafruigheadur dhe ag
rádh,
19. A mhaighisdir do sgriobh Máoi-
si dúinn, dá bfaghadh dearbhráthair duine ar
bith bás, agus go bfágbhadh sé a bhean,
agus nach bfágbhadh sé clann, a dearbh-
ráthair do ghabháil a mná súd chuige, do
thógbháil sleachta dá dearbhráthair.
20. Do bhádar móirseisior dearbh-
ráthar ann: agus tug an céadfear díob
bean, agus ar bfaghail báis dó, nír fág
sé sliocht.
21. Agus do ghabh an dara fear
chuige í, agus fuair sé bás, agus níor
fág seision fós sliocht: agus an treas
fear mar an gcéudna.
22. Agus tugadar an móirseisear
í, 7 nír fágbhadar sliocht: 7 fuair sí fós dáil
uile fuair an bhean bás mar an gcéudna.
23. Ar a naoibhaiseirghe ann sa neis-
éirghe, an tan do éireóchaid eiséirghe, cia
aca dá mbadh bean í? oir do bhí sí ag an
móirseisior na mnáoi.
24. Agus ar bfreagra Díosa a dubh-
airt sé riu; nach uime so a tá sibh ar
seachrán, tré nách bfuil eolus na sgri-
obthuir agaibh, na cumhas Dé?
25. Oir an tan éireóchaid siad ó
marbhaibh, ni tabhraid siad mná, 7 ni tabhar-
thar mná dfearaibh: acht a táid mar na
hainglibh a tá ar neamh.
26. As a dtimcheall na marbh, go
néireóchaid siad a ris, an né nár léugh-
abhair a leabhar Mháoisi, cionnas do lab-
hair Dia ris ann sa sceich, ag rádh, is mi-
si Dia Abraham, agus Dia Isaac, a-
gus Dia Iacob?
27. Ni hé Dia na marbh é, acht Dia
na mbeó: ar a naoibhaisin a tá sibhse
ar seachrán go mór.
28. * Agus táinic neach do na Sgrio- * Math.22. 35.
bhuidhibh chuca do chualaidh ag díospóir-
eacht iad, agus mar do chonnairc sé gur
maith do freagair sé iad, dfiafruigh
sé dhe, cia an chéudaithne do na haitheantaibh uile?
29. Agus do fhreagair Iosa é, gur
ab í an chéudaithne do na huile aithean-
taibh; éisd a Israel, ar dTighearna Dia,
is aointighearna é:
30. Ar a naoibhaisin gráidheóchuidh
tú an tighearna do Dhia féin, as do
chroidhe uile, agus as th'anum uile, agus
as t'inntinn uile, agus as do bhrigh uile: ag
so an chéudaithne.
31. Agus is cosmhuil ria so an
dara haithne; gráidheóchuidh tú do com-
arsa mar thú féin: ni bfuil aithne eile
ann, is mó ná iad so.
32. Agus a dubhairt an Sgriobhuidhe
ris, is maith, a mhaighisdir, a dubhairt
tú an firinne: as éin Dia a tá ann,
agus ni bfuil a thárrach ann as é féin:
33. Agus

33. Agus a ġráḋuġaḋ ar a gcro-
iḋe uile, agus ar a tuigsin uile, agus
ar a nanum uile, agus ar a mbriġ
uile: agus an ċomarsa do ġráḋuġaḋ
mar ē féin, is mó sin ná na huile ioḋ-
barṫa agus ofráil.
34. Agus an tan do ċonnairc Iósa
gur ṫuigsech do ḟreagair sé, a duḃairt
sé ris, ni fada ó ḟlaiṫeas Dé a tá
tú. Agus níor lamh éinneaċ ó sin suas
ceisd do ċur air.
*Math.22. 35. * Agus ar bfreagra Diosa a
41. duḃairt sé, ag teagasg ann sa teampoll;
cionnas a deirid na Sgriobuiḋe gur ab
é Criosd mac Ḋáibi?
36. Oir a duḃairt Dáibi féin trid
*Psalm. an spiorad náom; * a duḃairt an tig-
110. 1. earna rém ṫiġearnasa, suiḋ ar mo láim
ḋeis, no go gcuire mé do námaid na
stóol fád ċosuibh.
37. Ar a nadbharsin goirid Dáibi
féin a ṫiġearna ḋe: agus cionnas a tá
sé na ṁac aige? agus do éisd cu-
ideaċda mór go roimhian ris.
38. Agus a duḃairt sé riú an a
*Math.23. ṫeagasg; * coiṁéuduiḋ sibh ó na Sgri-
5. obuiḋibh lē nab ionṁuin siobhal a gcu-
luḋaibh fada, agus fáiltiġe dfaġáil
ar na margaiḋib,
39. Agus na céud ionuiḋ suiḋe ann
sna Sinagógaibh, agus tús suiḋe sú-
as ar na féudaiġibh.
*Math.23. 40. * Noċ sluigeas tiġe na mbain-
14. treabaċ, agus sin fós ar sgáṫ beiṫ go
fada ag urnuiġe: do ġeubuiḋ so an
breiṫeamhnus is truime.
*Luc.21.1. 41. * Agus an tan do ṡuiḋ Iósa
as coinne ionad coiṁéuda an ċisde, tug
sé dá aire cionnas do ċuireaḋ an pobal
ionnmus ann, agus do ċuireadar mórán
do ḋáoinibh saiḋbre mórán ann.
42. Agus ar dteaċt do ḃaintreabaiġ
boċt áiriġe, do ṫeilg sí ann dá piosa
beaga do ni feóirlinn.
43. Agus ar ngairm a deisciobal
ḋó, a duḃairt sé riú, go firinneaċ a dei-
rimsi ribh, gur ab mó do ċuir an bainn-
treabhaċ boċt so ann sa ċisde, ná các
uile do ċuir ni ann.
44. Oir is don ni do bi diomar-
caiġ aca do ċuireadarsan uile ann: do
ċuir so ann dá daibreas féin, a raibh
aice, [adon] a beaṫa féin uile.

---

CAIB. 13.

AGus * an tan do ċuaiḋ sé a * Math.24.
maċ as a teampoll, a duḃ- 1.
airt neaċ dá deisciobluiḃ féin
ris. A ṁaiġisdir, féuch
créd é an sórt cloċsa,
agus créd é an sórt foirgnite so.
2. Agus ar bfreagra Diosa a duḃ-
airt sé ris, an bfaiceann tú na hoibreaċa
mórasa? ni fuigfiḋear cloċ ar muin
ċloiċe [diobhso,] naċ sgarfuiḋear ó
ċéile.
3. Agus ar mbeiṫ na ṡuiḋe ḋó ar
ṡliabh na Noluiġeaḋ, as coinne an teamp-
uill, do ḟiafruiġ Peadar, agus Séu-
mas, agus Eóin, agus Aindrias ós
iseall ḋe,
4. * Innis dúinne gá tráṫ ṫeigéu- * Math.24.
muid na neiṫe so, agus créd é an 3.
comarṫa bias an tan ċríoċnóċtar na
neiṫe so uile.
5. Agus ag freagra dóibh, do
ṫhionnsgain Iósa a ráḋ, tabhruidh
dá bhur naire naċ meallfuiḋ éinneaċ
sibh.
6. Oir tiucfuid mórán am ainm-
si, ag ráḋ, gur misi é; agus meall-
fuid mórán.
7. Agus an tan do ċluinfiḋe coguiḋ,
agus tuarasgbála cogṫaḋ, ná bioḋ
trioblóid oruibh: oir is éigin iad so
do ṫeaċt. Agus ni deireaḋ é fós.
8. Oir éiréoċuiḋ cineaḋ a naġaiḋ
ciniḋ, agus rioġaċt a naġaiḋ rioġ-
aċta: agus biaiḋ criṫ talṁan a nio-
naduibh iomḋa, agus biaiḋh gorta a-
gus buáiḋreaḋ ann: ag so tosaċ am-
gar.
9. Agus tabhruiḋsi bur naire ribh
féin: oir béuruid siad sibh a láṫair
oireaċtas agus coiṁṫionól: sgiúrsfuiḋ-
ear sibh, agus beurṫar sibh a bfiaḋ-
nuisi uaċtarán, agus riog ar mo son-
sa, mar ḟiaḋnuisi dóibh.
 10. Agus

10. Agus is éigin an soisgéul do ṡearmóir do na huile ċineaḋaċaiḃ ar tús.

*Math.10. 19. 11. Agus * an tan ḃéuraid siad a láim siḃh, na bioḋ na ṙoċás oraiḃh roiṁe láiṁ créd a ḋéurṫaoi, agus ná smúainiḋ air: aċt giḋ bé ní do ḃéarṫar ar a núair sin diḃ, abraiḋ é. Oir ní siḃsi labrus, aċt an Spiorad náoṁ.

12. Aċt ċeana do ḃéura an dearḃráṫair an dearḃráṫair [eile] ċum báis, agus an taṫair an mac: agus éirġeoċaid an ċlann a naġaiḋ a naiṫreaċ agus a maiṫreaċ, agus cuirfid ċum báis iad.

13. Agus biaiḋ fúaṫ ag gaċ uile ḋuine ḋaoiḃ ar son ṁanmasa: aċt giḋ bé anfus go búan go deireaḋ, as é sláineoċar.

*Math.24. 15. 14. * Aċt an tan do ċiḟiḋe aḋúaṫṁaireaċt an léirsgrios, air ar labair Daniél an fáiḋ, na sesaṁ ann sa ionad nár ċóir, (tuigeaḋ an té léaġas) ann sin teiṫeaḋ a mbiaiḋ a ttír Iúdaiġe, fá na sléiḃtiḃ:

15. Aċt an té biás ar mullaċ an tiġe, na tigeaḋ sé a núas ann a tiġe, agus ná hinntigeaḋ sé a steaċ do ṫógḃáil neiṫe ar biṫ as a tiġ.

16. Agus an té biás ar an maċaire, ná casaḋ sé tar a ais, do ṫógḃáil a éuḋaiġ.

17. Aċt buḋ trúaġ do na mnáiḃh torrṫa agus do na mnáiḃ do ḃéura cíoċa úaṫa ann sna laeṫiḃ sin.

18. Aċt guiḋiḋsi gan bar tteiṫeaḋ do ḃeiṫ ann sa ġeimreaḋ.

19. Oir biaiḋ ann na laeṫiḃsin amgar, amail naċ raiḃ a leiṫéid ann ó ṫús cruṫaiġe na neiṫeaḋ do ċruṫaiġ Dia, go soiṫe so, agus náċ bia [go bráṫ.]

20. Agus muna ngearruiġeaḋ an tiġearna na laeṫe úd, ní raċaḋ éinfeoil as: aċt ar son na ndáoine toġṫa, do ṫog sé, do ġearraiḋ sé na laeṫe úd.

*Math.24. 23. 21. * Agus ann sin dá nabra neaċ ar biṫ riḃ, féuċ, [a tá] Críosd ann so, nó, féuċ, [a tá sé] ann súd, ná creidiḋ [é.]

22. Oir éireoċaid Críosdaḋa fallsa, agus fáiḋe fallsa: agus do ḋéunaid comarṫuiḋe agus míorḃuile, do ṁeallaḋ na ndáoine toġṫa féin, dá mad éidir é.

23. Aċt taḃraiḋsi bar naire riḃ: féuċ, do innis mé diḃ gaċ uile ní roiṁnaimsir.

24. * Aċt an sna laeṫiḃsin, tar éis a náimġeara úd, dorċóċtar an ġrian, agus ní tiobra an ġealaċ a soillsi féin úaiṫe. *Math.24. 29.

25. Agus tuitfid réultana neiṁe, agus béiḋ na cuṁaċta a tá ann sna neaṁḋaiḃ ar criṫ.

26. Agus ann sin do ċifid siad mac an duine ag teaċt ann sna néullaiḃ maille ré cuṁaċtaiḃh móra, agus ré glóir.

27. Agus cuirfiḋ sé a aingil an tansoin, agus cruinneoċaiḋ sé a ḋáoine toġṫa féin ó na ceiṫre gáoṫaiḃ, ó leiṫimeal na talṁan go leiṫimeal neiṁe.

28. Agus foġlomaiḋ cosaṁlaċt ón ċrann fige: an tráṫ bíos a ġéug máoṫ, agus fásas a duilleaḃar, a tá a fios agaiḃ gur ab fogus an samraḋ:

29. Agus mar an gcéudna siḃsi, an tan do ċiḟiḋe na neiṫesi ar na ndéanaṁ, bíoḋh a fios agaiḃh go ḃfuil sé a ngar ḋáoiḃh ann sna doirsiḃh.

30. A deirimsi riḃ go firinneaċ, naċ raċa an dinesi ṫoruinn, nó go ndéuntar na neiṫesi uile.

31. Raċaid neaṁ agus talaṁ ṫort, aċt ní raċaid mo ḃriaṫrasa ṫort go bráṫ.

32. Aċt ní ḃfuil fios an láoi úd, ná na húaire ag neaċ ar biṫ, ná fós ag na hainglib a tá ar neaṁ, ná ag an mac, aċt ag a naṫair.

33. * Féuċaiḋ, déunaiḋ faire agus urnaiġe: oir ní ḃfuil a fios agaiḃ, gá tráṫ tiocfas a naimsir úd. *Math.24. 42.

34. Amail duine ag dul a gcoigcríċ, dfág a tiġ, agus tug cuṁaċta dá searḃḟóġantuiḃh, agus a obair féin do gaċh áonnduine, agus do aithin dá doirseoir faire do ḋéanaṁh.

35. Ar-

35. Ar a naḋbharsin dénuiḋsi faire: (oir ni ḃfuil a ḟios agaiḃ gá ham ti-ocfas fear an tiġe, an tráṫ nóna, nó a meḋón oiḋċe, nó a ngairm an ċoiliġ, nó air maidin.)

36. Deagla ar dteaċt go hobann dó, go ḃfuiġeaḋ sé sibhsi bhar gcodlaḋ.

37. Agus na neiṫe a deirim ribhsi, a deirim ré a nuile ḋuine iád; déunuiḋ faire.

## CAIB. 14.

*Math.26. 2. Agus * a gcionn dá lá na ḋi-aiġ sin, do ḃí an Cháisg agus sollamhun a narán gan laibhin ann: agus diar-radar uaċtarain na sagart agus na Sgriobhuiḋe, cionnas do ḃéuraidis a ḃfeill aisean, do ċum a ṁarḃṫa.

2. Acht a dubhradar, ná [déanam é] sa tsollamhuin, ar eagla go néireóċaḋ buaiḋreaḋ a measg an ṗobuil.

*Math.26. 6. 3. * Agus ar mbeiṫ dó a mBetá-nia, a dtiġ Shimóin an lobhair, ar suiḋe dó ar an mbord, táinic bean agá raiḃ boxa ola, do spicnárd ṁórluaiġe: 7 ar mbriseaḋ an boxa di, do ḋóirt si ar a ċeann é.

4. Agus do riñeadar dream aca mi-ċlodfuiḋ an a ninntinn féin, agus a dub-radar, créud fá ndéntar an diombail-si air a nola?

5. Oir do ḃéidir so do reic ar ni sa mó ná tri ċéd pinġin, agus a taḃairt do na boċtaiḃ. Agus do ḃádar roḋi-omḋaċ di.

6. Agus a dubhairt Iósa, léigiḋ di: créd fá gcuirṫi buaiḋreaḋ uirrṫe? do riñe si obair ṁaiṫ orams.

7. Oir a táid boiċt bhar ḃfoċair do ġnáṫ, agus giḋ bé huair bus toil liḃ, is éidir ḋáoibh maith do ḋéanamh dóib: acht ni bhia misi do ġnáṫ agaibh.

8. A ni dob éidir lé, do riñe si [é:] táinic si roimhe láimh dungaḋ mo ċuirp-si ċum a aḋlaice.

9. A deirimsi ribh go firinneaċ, giḋ bé ar biṫ ball ar feaḋ an domain uile an a ndéntar an soisgéulsa do ṡear-móir, go ninnéosdar an nisi do riñe sisi leis, mar ċuimne uirrṫe.

10. * Agus dimṫiġ Iúdas Iscári- *Math.26.
ot, aon do dá fear déag, ċum uaċtarán 14.
na sagart, ionnas go mbraiṫfeaḋ sé éisean dóib.

11. Agus ar na ċluinsin [sin] dóibhsean, do ġab gáirdeaċus iaḋ: agus do ġealladar go dtiobhraidis airgead dó: agus do iarr seision am iomċu-baiḋ ar a ḃraṫ dóib.

12. Agus an céd lá do ṡollamain *Math.26.
a narán gan laibhin, an tan do ġnáṫ- 17.
aiġdis an [tuan] Cásg do ṁarḃaḋ, a dubradar a ḋeisciobail ris, gá háit ar toil leat sinne do ḋul dullmuġaḋ, do ċum go niosdá [uan] na Cásg.

13. Agus do ċuir sé dias dá ḋe-iscioblaiḃ, agus a dubhairt sé riú: im-ṫiġiḋ don ċaṫraiġ, agus téigeaṁaiḋ neaċ oraib ag iomċar soiċtiġ uisge: leanaiḋ é:

14. Agus giḋ bé ar biṫ tiġ a ra-ċa sé a steaċ, abraiḋ ré fear an tiġe, go nabair an maighisdir, cáit a ḃfuil an séompra an a niosa mé an [tuan] Cásg, a ḃfoċair mo ḋeisciobal.

15. Agus taisbéanuiḋ seision dib séompra árd, fairsing, deaġṁaiseaċ, ul-lum: ullṁuiġiḋ é duinn ann sin.

16. Agus do imṫiġeadar a ḋeisci-obail, agus tangadar don ċaṫraiġ, agus fuaradar mar a dubhairt seision riú: agus do ullmhuigheadar an Cháisg.

17. Agus ar dteaċt don tráṫ nóna, ṫáinic seision maille ris an dá ḟear déug.

18. * Agus an tan do ṡuiḋeadar, *Math.26.
agus do ċaiṫeadar biaḋ, a dubhairt Iósa, 20.
a deirim rib go firinneaċ, go mbraiṫfi fear dib misi, noċ a tá ag iṫe [biḋ] am ḟoċair.

19. Agus do ṫionnsgnadarsan beiṫ go dubaċ, agus ag ráḋ ris a ndiaiġ a ċéile, an misi é? agus fear eile, an misi é?

20. Agus

20. Agus ar bhfreagra dóṡan, a dubhairt sé riú, is fear don dá fhear dhéug é, ċumas maráon riumsa sa méis.

21. A tá mac an duine ag imtheaċt go firinneaċ, mar a tá sgriobhtha air: agus is anáoibhinn don fhear úd le a mbraitter mac an duine; do bfearr do nfear sin náċ beirthi é riamh.

*Math.26.26. 22. * Agus ar mbeiṫ ag caiṫeamh bhíḋ dóibhsean, do ġlac Iósa arán, agus tar éis a bheannaiġṫe, do bris sé, agus tug sé dóibhsean é, 7 a dubhairt sé; glacaiḋ, itiḋ: is sé so mo ċorpsa.

23. Agus ar nglacaḋ an ċopáin dó, an tan rug sé buiḋeaċus, tug sé dóibhsion é; agus do ibheadar uile as.

24. Agus a dubhairt sé riu, ag so mfhuil na Tiomna nuaiḋe, dóirtear air son móráin.

25. A deirim ribh go firinneaċ, naċ iobha mé feasda do toraḋ na fineamhna, go nuiġe an lá úd ann a niobha mé nua é a rioġaċt Dé.

26. Agus an tan do ċanadar salm, do ċuadar a maċ go sliabh na Nolaiġeaḋ.

*Math.26.31. 27. * Agus a dubhairt Iósa riú, do ġeubhthaoi uile oilbhéim ionnamsa a noċt: oir a tá sgriobhtha, buailfidh mé an táoḋaire, agus sgréipfiġṫear na cáoiriġ.

28. Ar tar éis mise eiséirġe, raċaiḋ mé romaibhsi don Ghalilé.

*Math.26.33. 29. As a dubhairt Peadar ris, má ġeibhiḋ các uile oilbhéim [ionnaḋ,] ni bfuiġe mise é.

30. Agus a dubhairt Iósa rissean, a deirim riot go firinneaċ, a niug, ann sa noiḋċe noċt féin, ni is táosga ná goirfeas an coileaċ fá ḋó, go séunfa tú mé trí huaire.

31. As is móide a dubairt seision, dá maḋ éigean dam bás dfulang ad foċair, ni séunfa mé tú go bráṫ: agus a dubhradar cách uile mar an gceudna.

*Math.26.36. 32. * Agus tangadar con ionad dár ab ainm Gedsemane: ann sin a dubairt seisin ré na deisciobluiḃ, suiḋiḋ ann so go ndeúna mé urnuiġe.

33. Agus rug sé Peadar agus Séumas, agus Eóin leis: agus do ṫionnsgain sé beiṫ go triteaċ brónaċ.

34. Agus a dubairt sé riú, a tá manam tuirseaċ go dti an bás: fanaiḋsi ann so, agus dearcaiḋ faire.

35. Agus ar nimṫeaċt roimhe dó beagán, do ṫuit sé ar talamh: agus do ruinne sé urnuiġe, ionnus dá maḋ éidir é, go raċaḋ an uair ṫairis.

36. Agus a dubairt sé, Abbá, a aṫair, a tá gaċ ni soiḋeanta duitsi: cuir an cupánso ṫorainnsa: giḋeaḋ nár ab é ann ni bus toil leamsa, aċt an ni bus toil leatsa.

37. Agus táinic sé, agus fuair sé iadsan na gcodlaḋ: agus a dubairt sé ré Peadar; a Shimóin, an bfuil tú ad ċodlaḋ? an né nár béidir leat faire aonuaire do ḋéunamh?

38. Déunaiḋ faire agus urnuiġe, do ċum naċ dteigeamaḋ a ccaṫuġaḋ ribh: a tá an spiorad ullamh go deimhin, aċt a tá an ċolann anbfann.

39. Agus ar nimṫeaċt uaṫa a rís, do ruinne sé urnaiġe, ag ráḋ na mbriaṫar gceudna.

40. Agus ar bfilleaḋ dó, fuair sé a rís na gcodlaḋ iad, (oir do badar a súile trom) agus ni raibh a fios aca cionnus do ḃeuraidís freagra air.

41. Agus táinic sé an tres uair, agus a dubairt sé riú, codluiḋ a nois agus comhnuiġiḋ: is lór sin, táinic an uair: féuċ, do beirthear mac an duine a lámhuiḃ na bpeacaċ.

42. Eiriġiḋ, imṫiġeam: féuċ, is fogus [dúinn] an té braiteas mise.

43. * Agus ar an mball, an feaḋ do bí sé ag caint, táinic Iúdas eón don dá fhear dhéug, agus sluaġ mór na farraḋ, maille ré cloiḋmhib agus ré batuiḃ, ó uasaláiḃ na sagart, agus ó na sgriobuiḃ, agus ó na seanóiriḃ. *Math.26.47.

44. Agus tug an té do braiṫ é comharṫa dóibhsean, ag ráḋ; giḋ bé neaċ dá dtiobhra mise póg, is é sin é: beiriḋ air, agus tabhraiḋ lib é go coiméudaċ.

45. Agus ar dteaċt dó, do ċuaiḋ sé

air

ar ball chuigesion, agus a dubhairt sé, go mbeannuighthear dhuit, a mhaighistir: agus tug sé póg dhó.

46. Agus do chuir siadsan a lámha ann san: agus do ghabhadar é.

47. Agus ar dtarraing a chloidhim a mac dfior don muintir do sheas a láthair, do bhuail sé óglách an árdsagairt, agus do bhean sé a chluas de.

48. Agus ar bhfreagra Díosa a dubhairt sé riu, an dtangabhair a mach dom ghlacadhsa, amhail chum bhiotamhnaigh, lé cloidhmhibh agus lé bataibh?

49. Do bhí mé gach laoi agaibh sa tempall ag teagasg, agus níor ghlacabhair mé. Ach is éigin na sgriobhtuir do chomhlionadh.

50. Agus ar na thréigean san, do theitheadar [a dheisciobail] uile.

51. Agus do lean óganach áirithe é, agá raibh línéudach ag folach a lomnochtaighe: agus rugadar na hógánaigh air.

52. Agus ar bhfágbháil an línéadaigh dhósan, do theith sé lomnochd uatha.

*Math. 26. 57. 53. * Agus rugadar Íosa léo chum an árdsagairt: agus do chruinnigheadar ann sin uachdaráin na sagart uile, agus na sinsir, agus na sgriobhuidhe.

54. Agus do lean Peadar a bhfad uadh é nó go raibh sé a stoigh a halla an árdsagairt: agus do bhí sé na shuidhe a bhfochair na seirbhíseanntaidheadh, agus dá goradh ag an teinidh.

*Math. 26. 59. 55. * Agus do bhádar uachdaráin na sagart agus an chomhairle uile ag iarraidh fiadhnuisi a nagaidh Íosa, ionnus go gcuirfidís chum báis é: agus ní fuaradar.

56. Oir do rinneadar mórán daoine fiadhnuisi bhréige na aghaidh: acht ní tangadar a bhfiadhnuisidhe lé chéile.

57. Agus déirgheadar daoine áirighe, agus do rinneadar fiadhnuisi bhréige na aghaidh, ag rádh,

58. Do chualamairne é ag rádh, Brisfidh mé sios an tempollso déunta lé lámhaibh, agus a dtrí lá tóigebhaidh mé tempoll eile gan obair lámh.

59. Acht mar sin féin ní raibh a bhfiadhnuisi ag teacht lé chéile.

60. Agus ar néirghe na sheasamh a lár cháich don árdsagart, do chuir sé ceisd ar Íosa, ag rádh, an né nach dtabhair tú freagra ar bith uait? créd fá ndéunaid so fiadhnuisi ad aghaidh?

61. Agus do thost seision, agus níor fhreagair sé én ní. Do fhiafruigh an tárdsagart de a ris, agus a dubhairt sé ris, an tusa Críosd mac [Dé] beannuighthe?

62. Agus do fhreagair Íosa, is mé: * agus do chífidhe mac an duine na shuidhe a deis chumhachd [Dé,] agus ag teacht lé néullaibh neimhe. *Math. 24. 30.

63. Agus do reub uachdarán na sagart a éudach, ag rádh, créd é an feidhm a tá aguinn ar fiadhnuisibh fésda?

64. Do chualabhair an blaisfeime: créd dó chithear dhaoibhsi? agus rugadarsan uile breith na aghaidhsean, gur thuill sé bás.

65. Agus do thionnsgnadar dream áirighe gabháil do seiliodh air, agus a aghaidh dfolach, agus dórna do bhualadh air, agus a rádh ris, dfaidhedóireacht: agus do ghabhadar na seirbhisigh do basaibh air.

66. * Agus ar mbeith do Pheadar ann sa halla shíos, táinig aon do chailínibh an árdsagairt: *Math. 26. 69.

67. Agus ar bhfaicsin Pheadair dá goradh dhi, tug sí dá haire é, agus a dubhairt sí, do bhí tusa fós a bhfochair Íosa Nazardha.

68. Acht do shéun seisean sin, ag rádh, ní thuigim, agus ní bhfuil a fios agam créd a deir tú. Agus do chuaidh sé a mach don póirsi: agus do ghoir an coileach.

69. Agus do chonnairc an cailín é a ris, agus do thionnsgain sí a rádh ris an druing do bhí na seasamh a láthair, is díobh súd an fersa.

70. Agus do shéun seisean a ris. Agus fá cheann begáin na dhiaighsin a ris a dubhradar an muintir do bhí na seasamh a láthair ré Peadar, go firinnech is díobh súd thusa: oir is Galiléech tú,

tú, agus is cosṁail hurlabhra [riu.]

71. Aċ do ṫionsgain seisean mallugaḋ, agus mionnugaḋ, ni haiṫne ḋam an duine si a deirṫi.

*Math.26.75. 72. * Agus do ġoir an coileċ an dara huair, agus do ċuimnig Peadar ar a bfocal a dubairt Iosa ris, ni is taosga na ġoirfeas an coileċ fá ḋó, séunfaiḋ tú misi tri huaire: agus ar ndul a leattaoib ḋó, do ġuil sé.

---

## CAIB. 15.

*Math.27.1. AGus * go moċ ar maidin ar ndéanaṁ coṁairle ḋóib, rugadar na hardsagairt, maille ris na sinsearaib, agus ris na sgriobuidhiḃ, agus ris an gcoṁairle uile, Iosa ceangailte leo, agus tugadar do Ṗhioláit [é.]

2. Agus do fiafruiḋ Piláid ḋeisean, an tusa Ri na Niuduiġeaḋ? agus ar bfreagra ḋósan a dubairt sé ris, a deir tusa [sin.]

3. Agus do ċuireadar uaṡaráin na sagart mórán na agaiḋ, aċ nior freagair seisean éinni.

4. Agus do fiafruiḋ Pioláid ḋe a ris, ag ráḋ, an né naċ dtugann tú freagra éigin uait? féuċ, gá ṁéid ann a ndéunaid so fiaḋnuisi ad agaiḋ.

5. Agus nior freagair Iosa ni ar biṫ ó sin a maċ, ionas gur ġab iongantus Pioláid.

6. Agus ann sa sollamain do sgaoilleaḋ sé ḋóib én priosúnaċ a main, giḋ bé ar biṫ a diarradaois.

7. Agus do bi neaċ áiriġe ḋar bainm Barabbás ceangailte a bfoċair a ċompánaċ ceannairce, noċ do rinne marbaḋ a gceannairc.

8. Agus ag éiġme don ṗobal, do ṫionsgnadar iarruiḋ air, do réir mar do niḋ sé ḋóib a gcoṁnuiḋe.

9. Do freagair Pioláid ḋóib, ag ráḋ, a náill lib go sgaoilim ċuguib Ri na Niuduiġeaḋ?

10. (Oir do bi a fios aige gur ab tré ṫnúṫ do ṫoirbir uaṡaráin na sagart é.)

11. Agus do ġluaiseadar uaṡaráin na sagart an pobal, do ċum go maḋ taosga sgaoilfeaḋ sé Barabbás ċuca.

12. Aċ ar bfreagra do Ṗhioláid, a dubairt sé riú a ris; ar a naḋbarsin creud as áill lib do ḋéunaṁ ḋam ris an té si dá ngoirṫi Ri na Niuduiġeaḋ?

13. Agus do éiġmeadarsan a ris, croċ é.

14. Aċ a dubairt Pioláid riu, creud é an tolc do rinne sé? agus is móide do ġáireadarsan sin, croċ é.

15. Agus do briġ gur ṁian lé Pioláid toil an ṗobail do ḋéunaṁ, do sgaoil sé Barabbás ḋóib, agus tar éis Iosa do sgiúrsugaḋ, tug sé uaḋ ċum a ċroċda é.

16. Agus rugadar na saiġdiuiriḋ a steaċ don halla é, adon go cúirt a nuaṡaráin, agus do ġoireadar an ċuideaċta uile a bfoċair a ċéile:

17. Agus do ċuireadar [éadaċ] purpuir uime, agus ag fiġe coróna spine ḋóib, do ċuireadar air i:

18. Agus do ṫionsgnadar beannugaḋ ḋó, ag ráḋ, go mbeannaiġe Dia ḋuit a Ri na Niuduiġeaḋ.

19. Agus do buaileadar é an a ceann lé giolcaċ, agus do ġabadar do seiliuiḃ air, agus ar léigean a nglún fúta, do rineadar umla ḋó.

20. Agus an tan do rineadar ponámad faoi, do beanadar an [téadaċ] purpair ḋe, agus do ċuireadar a éadaiġe féin uime: agus tugadar a maċ é, do ċum go gcroċaidis é.

21. * Agus ḋó ċuireadar ḟiaċuib ar óglaċ áiriġṫe do bi ag gabáil *Math.27.32.
ṫársa dar bainm Simón Sirénaċ (aṫair Alexander agus Rufus) ṫáinic ón tuaiṫ a muiċ, a ċroċ dioṁċar.

22. Agus rugadar leo é do ionad dar ab ainm Golgota, is sé sin ré na éidirmíniuġaḋ, ionad na cloigne.

23. Agus tugadar fion air ar na ċumasg ré mirr ré na ól ḋó: aċ nior ġab seisean [é.]

24. Agus an tan do ċroċadar é, do roinneadar a éadaiġe, ar dteilgean

crannċuir

tranċar orrta, créd do ṫoigḟeaḋ gaċ
neċ díob.
25. Agus do bí an tráṫ úr an, a-
gus do ċroċadar é.
26. Agus do bí tiodal a ċoire s-
na sgríobaḋ ós a ċionn, RI NA
NIUDUIGHEADH.
27. Agus do ċroċadar días ga-
daiḋeaḋ na ḟoċair: fear ar a láiṁ ḋeis,
agus fear ar a láiṁ ċlí.
28. Ann sin do coimlionaḋ an sgri-
*Isai.53. 12. obtúir a deir, * agus a measg dóine
coirteaċ do coṁáireaḋ é.
29. Agus an dream do gabaḋ ṫai-
ris, do beirdís aitis dó, ag craṫaḋ a
gceann, agus ag ráḋ; ó a ḟir úd leagas
an teampoll, agus tógbas é a dtri
laeṫib,
30. Fóir ort féin, agus tárr a
núas as an gcroic.
31. Agus is mar an gcéudna a
dubradar uasaráin na sagart agus
na sgríobuiḋe ré ċéile ag fonáṁad
fáoi, do ḟóir sé ar dóinib eile, agus
ni héidir leis é féin dfóirinġin.
32, Tigeaḋ Críosd Ri Israél a núas
a nois as an gcroic, do ċum go bfaic-
fimís, agus go gcréidfimís. Agus na
dóine do croċaḋ na ḟoċair, tugadar ai-
ṫis dó.
33. Agus an tan ṫáinic an seiseaḋ
húair, do bí doṙċadus ar feaḋ na tal-
man uile go soiṫe an náoṁaḋ húair.
34. Agus ann sa náoṁaḋ húair do
*Math.27. 46. éiġ Iósa do ġuṫ árd, ag ráḋ, * Eloi,
Eloi, lamá sabacṫáni? a sé sin ar na
eidirṁíniugaḋ, ó mo Dhia, mo Dhia, créd
far ṫréig tú mé?
35. Agus a dubradar cuid dá
raib na seasaṁ a láṫair an tan do ċúa-
ladar [sin,] féuċ a tá sé ag gairm Elias.
36. Agus do riṫ fear díob, agus
ar lionaḋ sboinc dfínegre dó, agus ar
na ċur a dtimċeall giolcuiġ, tug sé
deoċ dó, ag ráḋ, leigiḋ dó: féaċam an
dtiocfa Elias dá leagaḋ a núas.
37. Agus ag éiġme Iósa, do
ġuṫ mór, do ċúaiḋ a spiorad as.
38. Agus do reubaḋ brat roinnte
an teampaill na dá ċuid, ó úaċtar go hí-
oċtar.

39. Agus an tan do ċonnairc an
Sentúrion do bí na seasaṁ as a ċoṁ-
air go ndeaċaiḋ a anam as ag éiġme mar
sin, a dubairt sé, go firinneaċ do bé an
duine so mac Dé.
40. Agus do bádar mar an gcé-
udna mná a bfad úaḋ ag féaċain: eidir
a raib Muire Magdalén, agus Muire
maṫair Sheumuis big agus Iósés, agus
Salómé:
41. Noċ * do lean é an tan do bí *Lúc. 8.3.
sé fós sa Ghalilé, agus do bí ag
miniosdráláṁ dó: agus mórán do
ṁnáib eile do ċúaiḋ a néinfeaċt ris súas
go Hierusaléim.
42. * Agus a nois ar dteaċt don *Math.27. 57.
tráṫ nóna, (do briġ gur bé lá an
ullṁuiġṫe é, adón, an lá roiṁ an
tsábóid.)
43. Táinic Iósepḣ ó Arimaṫéa,
coṁairleaċ onórac, agá raib fós súil
ré rioġaċt Dé, agus do ċúaiḋ sé a
steaċ go dána dionnsaiġe Philáid, a-
gus do iarr sé corp Iósa.
44. Agus do bionġnaḋ lé Pioláid
go mbiaḋ sé ceana tar éis báis: agus
do ġoir sé an Sentúrion, agus do fí-
afruiġ sé de, an fada ó fuair sé bás.
45. Agus ar bfaġáil fiosa ón
Sentúrion, do bronn sé an corp do Ió-
seph.
46. Agus do ċeannuiġ [Iósepḣ] li-
néadaċ, agus do leag sé a núas é, agus
do ċuir sé an línéadaċ uime, agus do
ċuir sé é a dtúama do bí ar na ṫo-
ċailt a mac as carraig: agus do
iomluiġ sé leac ar doras an túama.
47. Agus do bí Muire Magdalén,
agus Muire maṫair Iósés ag féuċain
gá háit a gcuirfiḋ é.

---

## CAIB. 16.

AGus ar ndul don tsabóid
ṫársa, do ċeannuiġ Muire
Magdalén ⁊ Muire ma-
ṫair Sheumuis, ⁊ Shalóme
spiosraḋ deaġbalaiḋ, do ċum go dtioc-
faidís agus go nungfaidís é.

*Lúc.24.1. Eóin.20.1. 2. * Agus tangadar go romhoċ ar
maidin an céd lá don tseaċtṁain ċum an
túama, lé héirge na gréine.
3. Agus a dubradar eatorra féin,
cia iompobas dúinn an leac ó dorus an
túama?
4. Agus ar bfeacain dóib, do ċonn-
cadar an ċloċ ar na hiomlat: óir do
bí sí romhór.
*Eóin.20.11. 5. * Agus ar ndul a steaċ ann sa
túama dóib, do ċonncadar óganaċ na
suiḋe ar a láim deis, iomá raib éudaċ
gléigeal: agus do ġab uaṫbás iad.
6. Agus a dubairt seisean riu, ná
bíoḋ eagla oraib, a táṫaoi ag iarraiḋ
Iósa Nazaréda do ċeusaḋ: do éirig sé,
ní bfuil sé ann so: féuċ a náit ann ar
ċuireadar é.
7. Aċt imṫigiḋ, innsiḋ dá deisciob-
luib, agus do Pheadar, go bfuil sé ag
dul romhaib don Ghalilé: do ċifiḋe ann
*Math.26.32. sin é, * mar a dubairt sé rib.
8. Agus ar nimṫeaċt dóibsean a maċ
go deiṫnioraċ, do ṫeiṫeadar ón túama:
óir do bí crit agus uaṫbás orrṫa: ⁊
níor labradar ní ar biṫ ré héinneaċ: óir
do bí eagla orrṫa.
9. Agus ar neiséirge dioṡa ar
*Eóin.20.14. maidin an céd lá don tseaċtṁain, * do
ṫaisbén sé é féin ar tús do Mhuire
*Lúc.8.2. Mhagdalen, * as ar ṫeilg sé seaċt
ndeamhain.
10. Agus ar nimṫeaċt dísi do foill-
sig sí sin don druing do bí na foċair-
sean, do bí ag gul agus ag caoi.
11. Agus an tan do ċualadarsan
eisean do beiṫ béo, agus go bfacaiḋ
sísi é, níor ċreideadar.

12. As tar éis so * do ṫaisbén *Lúc.24.13.
seisean é féin do diás aca a gcruṫ
eile, agus iad ag dul fan dtuaiṫ.
13. Agus do imṫig siadsan, agus
do foillsigeadar sin don ċuid eile, giḋ-
eaḋ níor ċreideadar iadsan fós.
14. * Fa deireaḋ ar mbeiṫ ar ċom- *Lúc.24.36. Eóin.20.19.
ball do naonḃar déag, do ṫaisbén sé é
féin dóib, agus do ċuir sé na naġaiḋ
a miċreidim, agus a gcruas croiḋe:
tré nár ċreideadar don druing do ċonn-
airc é ar neiséirge.
15. Agus a dubairt sé riu, * imṫi- *Math.28.19.
giḋ ar feaḋ an domain uile, dfógraḋ an
soisgéul do ġaċ uile ċre-
tuir.
16. Giḋ bé ċreidfeas agus baisdfi-
tear, slánóċtar é: * as giḋ bé naċ *Eóin.12.48.
ccreidfi, daimeontar é.
17. Agus leanfaiḋ na comarṫada an
dream do ċreidfeas, sgriosfaid siad
deamhain tré mainmsi: labéorfaid lé
teangṫaib nuaḋa:
18. Tóigéubaid naiṫreaċa neime;
agus má ibid ní marḃṫaċ ar biṫ, ni
ġointeóċa sé iad; cuirfid láma ar na
dóinibh sgcruaidhe, agus béid siad
slán.
19. Agus tar éis an tiġearna do
labairt riu, do gabaḋ suas ar neam a
nís é, agus do suiḋ sé ar deis Dé,
20. Agus ar ndul a maċ dóibsean
do rinneadar seanmóir ann gaċ uile áit,
ar mbeiṫ don tiġearna ag coimoibriu-
gaḋ riu, * agus ag tabairt brig dá *Ebbr.2.4.
mbriaṫraib, leis na comarṫaiḋib do lean
iad. Amén.

AN

# AN SOISGEUL DO REIR LUCAIS.

## CAIB. I.

DO bhrigh gur ghabhadar mórán do láimh, sgeul do sgriobhadh ar na neithibh agá bhfuil a ndeimhinfhios againne,

2. Do réir mar thugadar na dáoine do chonnairc lé na súilibh féin ó thús, agus do bhí ag minisdrálas na bréithre, dhúinne [iad:]

3. Do chonncas dámhsa mar an gcéudna, a Théophilus ro oirdheirc, ar bhfaghail fessa gach uile neithe ó na bhfíorthosach dam, a sgriobhadh chugadsa a nórdughadh:

4. Do chum go mbia deimhin na mbriathar do múineadh dhuit agad.

5. Ré linn Ioruáit Ri tíre Iúdaighe, do bhí sagart áirighe dárb ainm Sacharias, do shliocht Abia: agus a bhean dingheanaibh Aaróin, agus Elisabet do bainm dí.

6. Agus do bhádar a ráon na ndáoinibh fíréanta a bhfiadhnaisi Dé, ag siobhal go neimhchiontach ann uile aitheantaibh agus órdaighthibh an tighearna.

7. Agus ní raibh sliocht orrtha, do bhrígh go raibh Elisabet aimrid, agus go raibh áois mhór aca ar áon.

8. Agus tárla, an tan do bhí sé ag déanamh oifige an tsagairt a bhfiadhnaisi Dé, ann a shéal féin,

9. Do réir ghnáthaighthe oifige an tsagairt, go ráinig dó an túis do losgadh, tar éis dul a steach go tempoll an tighearna dhó.

*Exod. 30. Leuit. 16. 17. 10. * Agus do bhí coimhthionól an phobail uile ag déanamh urrnaighe a muigh, a naimsir na túise.

11. Agus do taisbeanadh dhó aingeal an tighearna, na sheasamh ar an dtáoibh ndeas daltóir na túise.

12. Agus ar na faicsin do Shacharias do bhí sé ar na bhuaidhreadh, agus do ghlac eagla é.

13. As a dubhairt an taingeal ris, ná bíodh eagla ort a Shacharias: óir do héisdeadh hurrnaighe: agus béaraidh do bhean Elisabet mac dhuit, agus do bhéara tú Eóin mar ainm air.

14. Agus budh gáirdeachus agus lúathgháire dhuit é, agus biaidh lúathgháire ar mórán fá na bhreith.

15. Oir biaidh sé na dhuine mór a bhfiadhnaisi an tighearna, agus ni iobha sé fíon ná deoch láidir: agus fós biaidh sé lán don spiorad náomh ó bhroinn a máthar.

16. * Agus fillfidh sé mórán do chlannaibh Israel chum an tighearna a Ndia féin. *Mal. 4. 6.

17. Oir géubhaidh seisean roimhe san a spioraid agus a subháilce Elias, dfilleadh chroidheadh na naithreach chum na cloinne, agus na neasúmhal chum glicachais na ndáoine gcóimhthrom: agus dullmhughadh pobail dhiongmhála don tighearna.

18. Agus a dubhairt Sacharias ris an aingeal, cionnas bias a fios so agumsa? óir a tám arsaidh, agus a tá áois mhór ag am mhnáoi.

19. Agus ar bhfreagra don aingeal a dubhairt sé ris, is misi Gabriel seasas a bhfiadhnaisi Dé: agus do cuireadh mé do labhairt riotsa, agus dinnisin na nuaidheas maith so dhuit.

20. Agus feuch, biaidh tú gan urlabhra, agus ni bá héidir leis labhairt, go soiche an lá an a dtiocfaidh na neithe so chum crícche: do bhrígh nár chreid tú dom bhriathraibhsi, noch coimhlionfaidhthear na namh féin.

21. Agus do bhí an pobal ag fuir-

reċ re Sacharias: agus do bhionghnadh
leo a fad do ḟan sē sa tempoll.
22. Agus ar ndul a mach dhó, nir
ḃēidir leis labhairt riú: agus do aiṫ-
niġedar go bhfacaidh sē taidhbhsi sa tem-
poll: oir do sméid sē orrṫa: agus
do ḟan sē balbh.
23. Agus tárla dhó, an tan do
coimlionadh laeṫe a miniosdrálasa, go
ndeċaidh sē dá ṫiġ féin.
24. Agus tar éis na laeṫesi, do
toirrċeḋ Elisabet a bensan: agus do
ḟolaiġ si i féin ar fedh ċuig mios, ag
rádh,
25. Oir is mar so do riġne an tiġ-
erna rium, ann sna laeṫibh an ar ḟeuċ
sē oram, do ṫógbháil mo neimċena dhiom
a measg na ndáoine.
26. Agus ann sa seisiodh mi, do cuir-
eḋ an taingel Gabriel ó Dhia, go
caṫraiġ don Ghalilē dár ainm Násar-
ret,
27. Dhionnsaiġe oiġe ar a raibh cert
ag fer do ṫiġ Dháibhi, dár ainm Ió-
seph: agus do bē do bainm do nóiġ,
Muire.
28. Agus ar ndul a steaċ dá hionn-
saiġe do naingel, a dubhairt sē: Dia
‖ Nó, lán do ghrásaibh. do beṫa [a óġ] ‖ roġrásamhuil: a tá
an tiġerna maille riot: is beannuiġṫe tú
eidir na mnáibh.
29. Agus an tan do conairc si ē,
do bhi si ar na buaidhreḋ fá na briaṫ-
raibh: agus do bhi si ag smuaineḋ créd
an ġnē beannuiġṫe so.
30. Agus a dubhairt an taingel ria,
ná bíodh egla ort a Mhuire: óir fuair
tú grása ó Dhia.
* Isai.7.14. Math.1.21 31. * Agus féuċ, biaidh tú torraċ,
agus bhéraidh tú mac: agus do bhéra
tú Iósa dainm air.
32. Biaidh sē na dhuine mór, agus
goirfidher mac an tē is áirde dhe, agus
do bhéura an tiġerna Dia caiṫir
Dháibhi aṫar féin dó.
* Dan.7.14 Mich.4.7. 33. * Agus biaidh sē na riġ ar ṫiġ
Iácob go bráṫ, agus ni bia deireḋ ar
a rioġacht.
34. Agus a dubhairt Muire ris a naim-
gel; cionnus bias so, oir ni bhfuil fios
fir agamsa.
35. Agus ar bhfreagra do naingel a
dubhairt sē ria, tuirlingeoraidh an spiorad
náomh ort, agus foilēoċaidh cumhasa an
tē as áirde tú: uime sin an ni náomṫa
bhéras tú, goirfiġer mac Dē dhe.
36. Agus féuċ, Elisabet do ṡiur, a
tá sisi leis torraċ air mac ann a hárr-
saiġeas: 7 is sē so an seisiodh mi don
mnáoi úd dá ngoirṫer [ben] aimrid.
37. Oir ni bia ni ar biṫ dhoiḋēunta
do Dhia.
38. Agus a dubhairt Muire, féuċ,
banóglaċ an tiġerna, tegmadh damsa
do réir do bhréiṫrisi; agus do imṫiġ
an taingel uaiṫe.
39. Agus an tan do éiriġ Muire
ann sna laeṫibh sin, do ċuaidh si go dheiṫ-
neasaċ ċois sléibhe go caṫraiġ Iúda.
40. Agus do ċuaidh si a steċ go
tiġ Shacharias, agus do bhennaiġ si
Dhelisabet.
41. Agus tárla mar do ċualaidh E-
lisabet bennuġadh Mhuire, gur biog an
naoidhenán ann a broinn: agus do bhi
Elisabet air na lionadh don spiorad
náomh.
42. Agus do éiġ si do ġuṫ mór,
agus a dubhairt si; is bennaiġe tú ei-
dir na mnáibh, agus is bennaiġe toradh
do bronn.
43. Agus cionnus do éiriġ so dam-
sa, go dtiocfadh máṫair mo ṫiġerna
féin ċugam.
44. Oir féuċ, comluaṫ is ṫáinic
fuaim do bennaiġṫe am ċluasaibh, do
biog an naoidhenán lē gáirdeċus ann mo
broinn.
45. Agus is bennaiġe an ben do
ċreid: óir coimlionfuidher na neiṫe do
ġell an tiġerna di.
46. Agus a dubhairt Muire: Admo-
laidh manam an tiġerna,
47. Agus do ni mo spiorad gáir-
deċus a Ndia mo slánuiġṫeóir.
48. Do bhriġ gur ḟeuċ sē ar umla
a banóglaiġe féin. Oir féuċ, ó so
suas goirfid na huile dhuine bennuiġṫe
diom.
49. Oir do riġne an tē a tá cumhas-
aċ neiṫe móra damsa, agus is naomṫa
a ainm:
50. Agus

50. Agus a tá a ṫrócaire ó ḋíne go
ḋíne don dréim ar a bfuil a eagla.
* Isa. 51. 9. 51. * Do riñe sé gníom láidir lé na
* Psal. 33. láim: * do spréiġ sé na dáoine úaib-
10. reaċa a smúaintiġe a gcroiḋeaḋ féin.
* 1 Sam. 52. * Do ṫarruing sé na dáoine
2. 6. cumhaċaċa as a gcaiṫiriḃ, agus do
árduiġ sé na dáoine umla.
* Psal. 34. 53. * Do líon sé na dáoine ocraċa
10. lé neiṫiḃ maiṫe, agus do ċuir sé úaḋ
na dáoine saiḋbhre folum.
54. * Do ṫóg sé súas Israél a
* Jer. 31. a searḃḟoġantuiḋe féin, * do cuimhniu-
3, 20. gaḋ ar a ṫrócaire féin,
* Gen. 17. 55. (* Mar do labhair sé ré ar naiṫ-
19. Psal. reaċuiḃ, Abraham, agus ré na ṡíol) go
132. 11. bráṫ.
56. Agus do ḟan Muire na foċair
timċeall ṫrí míos: agus do ḟill sí dá
tiġ féin.
57. Agus táinic ionbhuiḋ Elisabet:
agus rug sí mac.
58. Agus do ċúaladar a comharsain
agus a dáoine gaoil, gur ḟoillsiġ an
tiġearna a ṫrócaire ṁór féin di: agus
do riñeadar gáirdeaċus má ráon ria.
59. Agus tárla, go dtangadar
ar a noċtmhaḋ lá do ċum go ndéanaidís
an ndóiḋe do ṫimċeallġearraḋ, agus do
ġoireadar Saċarias de, do réir anma
a aṫar.
60. As ar bfreagra dá ṁáṫair a dub-
hairt sí; ní hámhluiḋ [biás:] acht Eóin goir-
fiḋear de.
61. Agus a dubradar ria, ní bfuil
éanduine dod ċineaḋ dá ngoirṫear an
tainmsi.
62. Agus do riñeadar comharṫa dá
aṫair, créd an tainm bá mian leis do
ṫabhairt air.
63. Agus ar niarruiḋ cláir dósan,
do sgríob sé, ag ráḋ, is Eóin is ainm
dó; 7 do ġab iongantus iad uile.
64. Agus ar an mball do hosgladh
a ḃéulsan, agus a ṫeanga, agus do
labhair sé ag moladh Dé.
65. Agus do ġab eagla a gcomhar-
sain uile: 7 do haiṫriseaḋ na neiṫe so
uile ċois tsléibhe ṫíre Iudaiġe uile.
66. Agus gaċ uile duine dá gcúa-
laiḋ sin, do ċuireadar a dtaisgiḋ ann a
gcroiḋtiḃ féin [iad] ag ráḋ; créd é
an sórt leinḃ biás so? agus do bí
lám an tiġearna maille ris.
67. Agus do bí Saċarias aṫair lán
don Spiorad náomh: agus do riñe sé
fáiḋeadóireaċt ag ráḋ.
68. Go madh beannaiġe an tiġearna
Dia Israél, ar son gur ḟiosruiġ sé,
7 gur ḟúasgail sé a ṗobal féin.
69. * Agus do ṫóg sé súas adharc * Psal. 132.
na sláinte dúinne, a dtiġ Ḋháibi a searḃ- 17.
ḟoġantuiḋe féin.
70. * Do réir mar do labhair sé tré * Jer. 23.
béul a ḟáiḋeaḋ náoṁṫa féin, do bí ann ó 6. & 30. 10.
ṫús an domhain.
71. Go gcoiṁdeóċaḋ sé sinn ó ar
naiṁdiḃ, agus ó láiṁ gaċ uile duine
agá bfuil fuaṫ dúinn.
72. Go ndéanaḋ sé trócaire ar ar
naiṫreaċuiḃ, agus go gcuiṁneóċaḋ sé a
ṫiomna náoṁṫa féin:
73. * Agus ar an mionna lé a dtug * Gein. 22.
sé móid Dábrahám ar naṫair, go dtí- 16.
ubraḋ sé dúinn,
74. Go mbéimis gan eagla ar ar sá-
oraḋ ó láim ar námhad, do ċum seir-
bísi do dhéanam dó féin,
75. A náoṁṫaċt agus a bfíréantaċt na
ḟiaḋnuisisean, a laeṫiḃ ar mbeaṫa uile.
76. Agus tusa a leinḃ, goirfiṫear
díot fáiḋ an té as áirde: óir raċuiḋ
tú roiṁ aġaiḋ an tiġearna dullmuġaḋ a
ṡliġeaḋ.
77. Do ṫabhairt eoluis na sláinte
dá pobal, tré maiṫeamhnus na bpeacaḋ.
78. Tré ṫrócaire ro ṁóir ar Ndia
féin, léar ḟiosruiġ sé sinn ag éirġe ón
[ionad] árd:
79. Do ṫabhairt soillsi don droing
do bí na suiḋe a ndorċadas, agus a
sgáile an báis, agus do dhíriġaḋ ar
gcos a sliġe na síoṫċána.
80. Agus do ḟás an leanaḃ, agus
do neartuiġeaḋ é a spiorad: agus do
bí sé ar na fásaiġiḃ go soiṫe an lá
ann ar foillsiġ sé é féin Dhisraél.

## CAIB. 2.

AGus tárla an sna laéthibh
sin, go ndeachaidh aithne ó Shé-
sar Augustus, an domhan
uile do mheas.
2. (Ag so an céudmheas do rinneadh,
an tan do bhí Sirénius na uachtarán ar
Shiria.
3. Agus do chuadar uile dá meas,
gach aon fá leith dá chathraigh féin.
4. Agus do chuaidh Ióseph mar an
gcéudna suas ón Ghalilé, as an gca-
thraigh Nasarét, go tír Iúdaige, * go
cathraigh Dhaibi, dá ngoirthear Bétleem,
do bhrígh go raibh sé do thigh agus do
shliocht Dáibi:
5. Ionnus go measfaidhe é maille ré
Mhuire do bhí ar na ceangal ris mar mhná-
oi, ar mbeith dhi torrach.
6. Agus tárla ar mbeith dóibh an
sin, go dtangadar laethe a hionbhuidhe-
sean.
7. Agus rug sí mac, a céudghine
cloinne, agus do chuir sí giobal ceangail
na thimcheall, agus do chuir sí na luighe
a mainnséur é: do bhrígh nach raibh áit
aca sa tigh ósda.
8. Agus do bhádar aoghaire sa dúith-
che sin na gcomhnaidhe a muigh, agus ag
dénamh faire oidhche ar a dtréad.
9. Agus féuch, do sheas aingeal an
tighearna láimh léo, agus do foillsigh
glóir an tighearna na dtimcheall: agus
do ghabh eagla mór iad.
10. Agus a dubhairt an taingeal riú,
na bíodh eagla oraibh: óir a táim ag fois-
géulughadh dhíbh gairdeachais móir, noch
bhías do gach uile pobal.
11. Oir rugadh an slánaightheóir dá-
oibh a niu (aḋon, Criosd an tighearna)
a gcathraigh Dháibi.
12. Agus ag so comhartha dhíbh; do
gheubhthaoi an leanabh ceangailte a ngiob-
luibh, na luighe a mainnséur.
13. Agus do bhí go hobann cuideachta
mór do shluagh neamhdha a bhfochair an ain-
gil, ag moladh Dé, agus ag rádh,
14. Glóir do Dhia an sna hárduibh,
agus síothcháin ar an dtalamh, deaghthoil
do na daoinibh.
15. Agus tárla, mar do imthigheadar
na haingil uatha ar neamh, go ndubhra-
dar na haoghaire ré céile, imthigheam don
Bhetléem, agus féucam an ni so do
rinneadh, noch do foillsigh an tighearna
dúinn.
16. Agus tangadar go deithneasach,
agus fuaradar Muire agus Ióseph, a-
gus an naoidhe na luighe a mainnséur.
17. Agus an tráth do chonncadar
[sin,] do aithrisheadar an ni a dubhradh
riú a dtimcheall an leinbhsin.
18. Agus na huile dhaoine dá gcúa-
laidh [so,] do ghabh iongantus iad, fá
na neithibh a dubhradar na haoghaire riú.
19. Acht do thaisgidh Muire na briath-
rasa uile, dá mbreathnughadh an a croidhe.
20. Agus do filleadar na haoghaire
ag tabhairt glóire, agus ag moladh Dé,
tré gach ni dá gcualadar, agus dá
bhfacadar, mar a dubhradh riú.
21. * Agus an tan do coimhlíonadh
ocht lá, chum an leinbh do thimcheallghear-
radh, tugadh * Iosa mar ainm air, aḋon,
an tainm do ghoir an taingeal de, suil
do geineadh a mbroinn é.
22. Agus an tan do coimhlíonadh
laethe glanta Mhuire do réir reachta
Mháoisi, rugadar léo go Hierusalém
é, dá thaisbénadh don tighearna,
23. (Mar a tá sgriobhtha a recht
an tighearna, * gach céudghein mic thuis-
mes brú, biaidh sé náomhtha don tig-
hearna.)
24. Agus do thabhairt offrála, do
réir mar a deartar a recht an tighear-
na, cúpla turtur nó dá geirrcech co-
luim.
25. Agus féuch, do bhí duine a Hi-
erusalém, dár bainm Simeon: agus
do bhí an fear so coimhthrom diadha, agus
a súil ré comhfurtacht Israél: agus do
bhí an spiorad naomh ann.
26. Agus do foillsigh an spiorad
naomh dó, nach faicfeadh sé bás, nó go
bhfaicfeadh sé Criosd an tigheanna.
27. Agus tainic sé maille ré tré-
oir na spioraide don tempoll: agus
an

* Eóin. 7. 42.
* Gein. 17. 12.
* Math. 1. 21.
* Exod. 13. 2. Num. 18. 15.
* Levit. 12. 2, 6.

an tan tug a aṫair agus a ṁáṫair an
leanab Iósa, do ċum go ndéanadís ar a
ṡon do réir gnáṫuiġṫe an dliġe:

28. Ann sin do ġab seision ċuige
an a uċt é, agus do mol sé Dia, agus
a dubairt sé:

29. A ṫiġearna, a nois leigeas tú
do ṡearbfoġantuiḋe a síoṫċáin, do réir
ḟocail féin.

30. Oir do ċonncadar mo súile do
ṡlánuġaḋsa:

31. Noċ do ullmuiġ tú a bfiaḋnui-
si na nuile ṗobal.

32. Solus do ḋéunaḋ soillsi do na
cineaḋaċuib, agus glóir do ṗobuil féin
Israél.

33. Agus do ġab iongantus Ió-
seph agus a ṁáṫairsion pá na neiṫib a
dubraḋ na ṫimċeall.

34. Agus do beannuiġ Simeon iad,
agus a dubairt sé ré Muire a ṁaṫairsi-
Esai.8.14. on; féuċ, * a tá sé so ar na órdu-
Rom.9.32 ġaḋ do ċum tuitme agus eiséirġe mó-
ráin a Nisrael, agus na ċomarṫa agá
gcuirfiṫear na aġaiḋ:

35. (Agus fós raċaiḋ cloiḋeam
tré ṫanamsa) do ċum go nosguiltiḋe
smúaintiġṫe as mórán do ċroiḋib.

36. Agus fós do bí Anna, banḟáiḋ,
inġean Phánuel, do ṫréib Aser: do bí
áois mór aicesi, tár éis seaċt mbliadna
do ċaiṫeaṁ ḋi ag fear a ndiaiġ a maiġ-
deanuis.

37. Agus ar mbeiṫ na baintreab-
uiġ a dtimċeall ċeiṫre mbliaḋan agus
ċeiṫre ficiḋ ḋi, níor ḟág sí an teampoll,
acht ag déunaṁ seirbisi do Ḋhia do ló
agus doiḋċe, lé trosgaḋ agus lé húr-
nuiġṫe.

38. Agus táinic so do láṫair ar
an uair gcéudna, agus daḋmuiġ sí an
tiġearna ma ráon riú, agus do labair
sí na ṫimċeall ré gaċ aon agá raib súil
ré fúasglaḋ an Iarusalém.

39. Agus mar do ċríoċnuiġeadar
gaċ uile ní do réir reaċta an tiġearna,
do ḟilleadar don Ghalilé, da gcaṫruiġ
féin Nasaret.

40. Agus do ḟás an macáom, agus
do neartuiġeaḋ é a sbiorad, agus do bí
sé lán deagna: agus do bí grása Dé
maille ris.

41. Agus do ġnáṫuiġeaḋ a aṫair
agus a ṁaṫair dul * gaċ a bliaḋna go *Deut.16.1.
Hiarusalém, a sollamuin na Cásg.

42. Agus ar mbeiṫ dá bliaḋan
déug ḋó, do ċúadar súas go Hiaru-
salém, do réir ġnáṫuiġṫe na sollam-
na:

43. Agus ar gcríoċnuġaḋ na laé-
ṫeaḋ sin, an tan do ḟilleadarsan dfan
an leanab Iósa a Niarusalém: gan
ḟios do Ióseph, ná dá ṁáṫair.

44. Agus an tan do ṡaoileadar go
raib sé na gcuideaċta, do ṡiobladar as-
dar laoi, agus diarradar é a measg a
ndaoine gaoil agus aiṫeanta.

45. Agus an tan naċ bfúaradar
é, do ḟilleadar go Hiarusalém, dá
iarruiġ.

46. Agus tárla trí lá dá éis sin,
go bfúaradar é ann sa teampoll na
ṡuiḋe a measg na ndoctúireaḋ, ag éis-
deaċt riú, agus ag cur ċeasd orrṫa.

47. Agus do ġab iongnaḋ gaċ uile
ḋuine dá gcualaiḋ é, fá na ṫuigsin, ⁊
fá na ḟreagarṫaib.

48. Agus ar na ḟaicsin dóib, do
ġab úaṫbás iad: agus a dubairt a
ṁaṫair ris, a ṁic, créd fá ndearna tú
mar so rinn? féuċ, do bí misi agus
daṫair lán do ḋobrón dod lorgaireaċt.

49. Agus a dubairt seision riú,
créd fá rababair dom lorgaireaċtsa? an
né naċ raib a ḟios agaib gur béigin
damsa beiṫ ag déanaṁ ġnóḋaiġṫe ma-
ṫar?

50. Acht níor ṫuigeadarsan na bri-
aṫra do labair se riú.

51. Agus do ċúaiḋ sé léo síos,
agus táinic sé go Nasaret: agus
do bí sé umal dóib. Agus do ṫaisgiḋ
a ṁáṫair na briaṫra so uile an a
croiḋe.

52. Agus dó bí Iósa ag fás an
eagna, agus a naois, agus a ngean ag
Dia agus ag daoinib.

# Caib. 3.

AGus an cúigeaḋ bliaḋan ḋéug
dimpireaċt Thibérius Sé-
sar, ar mbeiṫ do Phonsi-
us Phioláid na uaċtarán a
ttír Iúdaige, agus Ioru-
áit na Thetrarc sa Ngalilé, agus
Philib a ḋearbraṫair na Thetrarc air
Itureá agus ar ċríċ Thraconitis, a-
gus Lisánias ar Abilene.
2. An tan do bí Annas agus Cai-
ḟás na nárdsagartaiḃ, táinic briaṫar
Dé ċum Eóin mic Sacarias, ar an bfá-
saċ.
*Math.3.1. 3. * Uime sin táinic sé ar feaḋ na
dúṫċe a dtimċeall Iórdán, ag seanmóir
baisdiḋ na haiṫriġe ċum maiṫmeaċais
na bpeacaḋ:
4. Mar a tá sgríoḃṫa a leabar
comráiḋṫeaċ Esaias fáiḋ, a deir;
*Isai.40.3. * Guṫ an té éiġmeas ar an bfásaċ, ull-
muiġiḋ sliġe an tiġearna, déanuiḋ a ċas-
áin díreaċ.
5. Líonfuiḋear gaċ uile ġleann, agus
ísleoċṫar gaċ uile ṡliaḃ agus cnoc:
agus béiḋ na neiṫe cama díreaċ, agus
na sliġṫe garbá mín.
6. Agus do ċífi gaċ uile ḟeóil slá-
nuġaḋ Dé.
7. Uime sin a dubairt sé ris a slú-
aġ táinic a maċ do ċum go mbaisd-
*Math.3.7 fiḋe seisean iad; * á ṡlioċt na naiṫreaċ
neiṁe, cia tug rabaḋ ḋóiḃ teiṫeaḋ ón
ḟeirg a tá ag teaċt?
8. Ar a naḋbarsin tabraiḋ tórr-
ṫa bus iomċubaiḋ don naiṫriġe uaiḃ:
agus ná tionsgnaiḋ a ráḋ ionnaiḃ féin,
a tá Abraham na aṫair aguinn. Oir a
deirimsi riḃ, gur ab éidir lé Dia clann
do ḋúsaċt as na cloċaiḃse féin Dábra-
ham.
9. Agus a tá an túag a nois fós
ar na cur ċum ḟréiṁe na gcrann: ar
a naḋbarsin gaċ uile ċrann naċ dtabair
toraḋ maiṫ, gearrṫar é, agus teilg-
ṫear sa teiniḋ é.
10. Agus do ḟiafruiġ an slúag
uile ḋe, ag ráḋ, ar a naḋbarsin créud
do ḋéunam?
11. Agus ar bfreagra ḋósan a
dubairt sé riu, * an té agá bfuil dá * S'um. 2.
ċóta, roinneaḋ ris an té ag naċ bfuil: 15. 1 Eóin.
agus giḋ bé agá bfuil biaḋ, déanaḋ sé 3.17.
mar an gcéudna.
12. Agus tangadar na Publio-
cáin mar an gcéudna, ionnus go
mbaisdfiḋe iad: agus a dubradar
ris; a ṁaiġisdir, créud do ḋéunáim-
ne?
13. Agus a dubairt seision riu, na
déunuiḋ ní sa mó ná do hórduiġeaḋ dá-
oibh.
14. Agus do ċuireadar na saiġ-
diuiriġ fós ceisd air, ag ráḋ; agus
créud do ḋéunuimne? agus a dubairt
seision riu; ná déunaiḋ foiréigean ar
duine ar biṫ, agus ná hagraiḋ duine
ar biṫ go héugcórach: agus go máḋ
lór liḃ bur dtuarasdal féin.
15. Agus ar mbeiṫ ag feiṫeaṁ don
pobal, agus ag smúainiuġaḋ ḋóiḃ uile
an a gcroiḋṫiḃ a dtimċeall Eóin, nar
beisean Críosd,
16. Do ḟreagair Eóin, ag ráḋ riú
uile; baisdeamsa siḃ go deiṁin lé huis- * Math. 3.
ge: as a tá neaċ is neartṁuire ná mis- 11.
ag teaċt, ag naċ fiu mé iallaċ a bróg
do sgaoileaḋ: baisdfiḋ seision siḃ leis
an spiorad náoṁ, agus lé teiniḋ:
17. Agá bfuil a ċriaṫar an a láiṁ,
agus glanfaiḋ sé a urlár féin: agus
cruinneóċuiḋ sé an ċruiṫneaċt dá sgio-
ból féin, as loisgfiḋ sé an cáiṫ lé
teine nác éidir a múċaḋ.
18. Agus ag teagasg mórán eile
fós ḋó, do ṁiniġ sé an soisgéul don
pobal.
19. * Agus ar gcur an aġaiḋ Io- *Math.14.
ruáiṫ an Tetrarca ḋó, fá Heróḋias 3.
bean Philip a ḋearbbraṫar, agus fá
gaċ uile olc dá ndearna Ioruáiṫ,
20. Do ċuir sé so leis do ḃárr ar
gaċ ní, gur ḋúin sé ar Eóin a bprío-
sún.
21. Agus tárla an tan do bais-
deaḋ an pobal uile, * agus do bí Iósa * Math. 3.
agá baisdeaḋ, agus ag déanam urnaig- 13.
ṫe, gur hosglaḋ neaṁ:
22. Agus gur ṫuirling an spio-
rad

rad náoṁ a bfioġair ċorpardha mar ċo-
lum air: agus go dtáinic guṫ ó neiṁ
ag rádh; is tú mo ṁac gráḋaċsa, is
ionnadsa a tá mo ḋeaġṫoil.
23. Agus do ḃi Iosa féin a dtim-
ċioll a ḋeiċ mbliaḋan fiċeaḋ dáois, ar
mbeiṫ (do réir breṫnuiġṫe na ndaoine)
na ṁac ag Ioseph, ṁic Heli,
24. Ṁic Maṫṫhat, ṁic Lébi, ṁic
Melċi, ṁic Ianna, ṁic Ioseph,
25. Ṁic Matatias, ṁic Amos,
ṁic Náum, ṁic Esli, ṁic Nagge,
26. Ṁic Máat, ṁic Matatias,
ṁic Semei, ṁic Ioseph, ṁic Iúda,
27. Ṁic Ioanna, ṁic Résa, ṁic
Sorobábel, ṁic Salatiel, ṁic Néri,
28. Ṁic Melċi, ṁic Addi, ṁic
Cósam, ṁic Elmodam, ṁic Er,
29. Ṁic Iose, ṁic Eliéser, ṁic
Iorim, ṁic Matthat, ṁic Léui,
30. Ṁic Simeón, ṁic Iúda, ṁic Ió-
seph, ṁic Iónan, ṁic Eliácim,
31. Ṁic Meléa, ṁic Mainán, ṁic
Matata, ṁic Nátan, ṁic Dáibi,
32. Ṁic Iessé, ṁic Obéd, ṁic
Boos, ṁic Salmón, ṁic Náasson,
33. Ṁic Aminadab, ṁic Aram,
ṁic Esron, ṁic Pháres, ṁic Iúdas,
34. Ṁic Iácob, ṁic Isaac, ṁic
Abraham, ṁic Tára, ṁic Náchor,
35. Ṁic Sáruch, ṁic Rágu, ṁic
Phálec, ṁic Héber, ṁic Sála,
36. Ṁic Cáinan, ṁic Arphaxad,
ṁic Sem, ṁic Nóe, ṁic Lámec,
37. Ṁic Matúsala, ṁic Enoch,
ṁic Iáred, ṁic Maleléel, ṁic Cáinan,
ṁic Enos, ṁic Séth, ṁic Adaim, ṁic
Dé.

## CAIB. 4.

Math.4.1. AGus * ar mbeiṫ Iosa lán
don spiorad náoṁ, do ḟill
sé tar a ais ó Iordan, a-
gus do ṫreoruiġeaḋ leis an
Math. 3. spiorad ar an bfásaċ é,
2. Feaḋ dá ḟiċeaḋ lá an diabal ag
cur ċaṫuiġṫi air: agus nior iṫ sé ni
ar biṫ an sna laeṫib sin: as ar na
gcríoċnuġaḋ, an sin do ġabh ocras
é.
3. Agus a dubairt an Diabal ris,
más tú mac Dé, abair ris an gcloiċsi
beiṫ na harán.
4. Agus do ḟreagair Iosa é, ag
rádh, a tá sgriobṫa, naċ lé harán a
ṁáin ṁairfios an duine, acht lé gaċ uile
bréiṫir Dé.
5. Agus an tan do ṫreoruiġ an
Diabal é ar sliab árd, do taisbén sé
ríoġaċa na talmun uile dó, a móimeint
daimsir.
6. Agus a dubairt an Diabal ris,
do bḟéara misi na cuṁaċta so uile duit,
agus a ngloir: oir do tugaḋ daṁsa
í, agus do beirim í don ti as toil leam.
7. Ar a naḋbarsin má adrán tusa
daṁsa, buḋ leat iad uile.
8. Agus ar bfreagra Diosa, a
dubairt sé ris, imṫiġ uaim a Shátain:
óir a tá sgriobṫa, do ḋéna tú do ṫi-
ġearna Dia féin daḋradh, agus is dó
na aonar do ḋéuna tú seirbis.
9. Agus do ṫreoruiġ sé é go Hia-
rusaléim, agus do ṡuiḋ sé é ar beinn
an teampoill: agus a dubairt sé ris,
mas tu mac Dé, teilg tú féin sios as
so.
10. Oir a tá sgriobṫa; do ḃéura
sé aiṫne dá ainglib ad ṫimċeall, ṫusa
do ċoiṁéud:
11. Agus toiġéubhaid eidir a lám-
aib tú, deagla go mbuailfeá do ċos fá
ċloiċ uair ar biṫ.
12. Agus ar bfreagra Diosa a
dubairt sé ris; a dubradh, ni ċuirfe tú
caṫuġaḋ ar an dtiġearna do Dhia
féin.
13. Agus ar ccur ċríċe ar a ċaṫ-
uiġṫib uile don Diabal, dfág sé eisean
ar feaḋ tamaill.
14. Agus do ċas Iosa maille ré
cuṁaċtaib na spioraide don Ghalilé:
agus do ċuaiḋ a ċlú ar feaḋ na tíre
na ṫimċeall.
15. Agus do teagaisg sé an a Si-
nagógaib súd, ag faġáil glóire ó gaċ
uile duine.
16. Agus táinic sé go * Násaret, *Math.13. 54.


mar

mar ar hoilead é: agus do ċuaiḋ sé a steaċ mar buḋ gnáṫ leis, lá na sábóide, don tsinagóig: agus do éirig sé na ṡesam do leuġṫóireaċt.

17. Agus tugaḋ leabar Esaias ḟáiḋ ḋó, agus an tan do osgail sé an leabar, fuair sé an tionad an a raib sgriobṫa;

*Isai.61.1. 18. *Spiorad an tiġearna oramsa, tré gur ong sé mé: do ċuir se uaḋ mé do ṡearmóir an tsoisgéil do na boċtaib, do ṡlánuġaḋ na ndaoine agá bfuil croiḋṫe brisde, do ṡearmóir fuasgalta do na braiġdib, agus do na dallaib aisioc a radairc, agus do tabairt sáoirse don muinntir a tá ar na gcombruġaḋ:

19. Do ṡearmóir bliaḋna forbáiltiġ an tiġearna.

20. Agus ar ndúnaḋ an leabair ḋó, ⁊ ar na ṫabairt don ġiolla, do ṡuiḋ sé: agus do bádar súile a raib ann sa tsinagóig uile ag feuċain air go ġéur.

21. Agus do ṫionsgain sé a ráḋ riú, a niuġ a tá an sgriobṫúrso ar na ċoimlionaḋ an bur gcluasaibsi.

22. Agus do rinneadar uile fiaḋnaisi leis, agus do bí iongantus aca ann sna compáitib grásamla do tiġeaḋ as a béul, agus a deirdís, an né naċ é so mac Ióseph?

23. Agus a dubairt sé riú, deiṁin riḃ rium gan amarus an seanfocalsa, a liaiġ, leiġis tú féin: leiṫeid na neiṫeaḋ do ċualamar do rinne tú a gCapernáum, deana mar an gceudna ann so ad ḋúiṫce féin [iad.]

*Math.13. 57. 24. Agus a dubairt seision, a deirim riḃ go deimin, * naċ bfuil cion ar ḟáiḋ an a ṫír féin.

25. Agus go firinneaċ deirimsi riḃ, go rabadar * mórán baintreabaċ a laeṫib Elias a Nisrael, an tráṫ do bí an fiormáimeint druiḋte trí bliaḋna agus sé mí, ionnas go raib gorta mór ar feaḋ na talman uile:

*1 Riogh. 17.9. 26. Agus níor cuireaḋ Elias díonnsuiġe aon baintreabaiġe aca súd, aċt go Sarepta na Sidónia, ċum mná do bí na baintreabaiġ.

27. * Agus do bádar mórán lobar a Nisrael, ré linn Eliséus an ḟáiḋ: agus níor glanaḋ éin neaċ aca, aċt Náamán an Sirenaċ. *2 Riogh. 5.14.

28. Agus do líonaḋ a raib ann sa tsinagóig dfeirg, an tan do ċualadar na neiṫesi.

19. Agus ar néirġe na sesam dóib, do teilgeadar as an gcaṫraiġ a maċ é: agus rugadar léo é ar ṁalaiḋ an tsléibe ar a raib a gcaṫair ar na tógbáil, do ċum go dteilgfidís síos a ndiaiġ a ċinn é.

30. Aċt ar ngabáil ḋósan tré na lár, do imṫiġ sé.

31. Agus do ċuaiḋ sé síos go Capernáum, caṫair don Ghalilé, agus do bioḋ sé ḋá dteagasg ann sna sáboidib.

32. Agus do bí uaṫbás acasan an a ṫeagasg, * oir do bí a ċomráḋ maille ré hugdarrás. *Math.7. 29.

33. * Agus do bí neaċ ann sa tsinagóig an a raib spiorad deamnaiġe neamglan, agus do éiġ sé do ġuṫ mór, *Marc.1. 23.

34. Ag ráḋ, uċ, créud í an buain atá againne riot a Iósa Nasardḋa? an dar sgrisne ṫáinic tú? a tá a fios agumsa cia tú, neaċ naomṫa Dé.

35. Agus do imdearg Iósa é, ag ráḋ, bí ad ṫost, agus tárr a maċ as. Agus do imṫiġ an deaman as ar na ṫrasgairt go lár, gan díogbáil ar biṫ do deanam ḋó. *Math. 18.

36. Agus do ġab crit các uile: agus do labradar ré céile, ag ráḋ, créud é an nise, go naitniġeann sé do na spioradaib neamglana lé cumasaib, agus lé neart, agus go dtigid siad a maċ?

37. Agus do ċuaiḋ a ṫuarasgbáil an gaċ uile ionad don tírsin timċeall.

38. * Agus an tan do éiriġ Iósa as an tsinagóig, do ċuaiḋ sé a steaċ go tiġ Shimóin: agus do bí fiabhrus romór ar ṁáṫair mná Shimóin: agus do ċuiredar impiḋe air tréna a son. *Math. 14.

39. Agus ar sesam ḋósan ós a cionn, do imdeirg sé an fiabrus: agus dfág an fiabrus í: agus ar néirġe

dirí do lámh, do rinne sí friotólamh
dóibh.
40. Agus ar ndul don ghréin fúi,
gach éinneach agá rabhadar daoine euccruai-
dhe ó thinnesaibh éugsamhla, tugadar
chuige iad: agus ar ccur a lámh
dósan ar gach éinneach díobh, do shlánuigh sé
iad.
*Mar, 1.34 41. * Agus fós do imthigidís na
deamhain as mórán, ag éigmhe, agus ag
rádh, is tusa Críosd mac Dé. Agus dá
nimdheargadh dósan ní léigeadh sé dóibh a
rádh, go raibh a fhios aca gur bhé féin
Críosd.
42. Agus ar néirghe don lá do
imthigh sé a mach, agus do chuaidh sé a
ionad fásamhail, agus do bhí an slúagh
agá lorgaireacht, agus tangadar chuige:
agus do bhádar dá congbháil, do chum
nách racadh sé uatha.
43. As a dubhairt seision riú, go
firinneach is éigin damhsa flaitheas Dé do
shenmóir do chaithreachaibh eile leis: óir is
chuige so do cuireadh mé.
44. Agus do bhíodh sé ag denamh
seanmóra a sionagógaibh na Galilé.

---

## Caib. 5.

*Math. 4. 18. AGus * tárla an tan do luing
an pobal air, deisdeas ré
bréithir Dé, gur sheas sei-
sion láimh ré loch Ghenesa-
rét:
2. Agus do chonairc sé dá luing do
bhí ar an loch: as do imthigheadar na hi-
asgaireadha asda, agus do bhíodar ag
nighe a líontadh.
3. Agus ar ndul dósan a luing
díobh do budh le Simón, do iarr sé air
dul beagán ón tír: agus ar suidhe dó
do theagaisg sé an pobal as a luing.
4. Agus mar do sguir sé do labhairt,
a dubhairt sé ré Simón; déunuigh romhaibh
ar an ndoimhneun, agus leigidh sios
bhur líonta chum gabhála.
5. Agus ar bhfreagra do Shimon a
dubhairt sé ris; a mhaighistir, do thruir-
sigheamar sinn féin feadh na hoidhche uile,
agus níor ghabhamar éin ni: as chena ar
do bhréithir se cuirfe mé síos an líon.
6. Agus an tan do rinnedar so, do
iadhadar ar iomarcuidh éisg: ionnus gur
brisedh a líon.
7. Agus do sméideadar ar a gcom-
pánachaibh do bhí an sa luing eile, do
chum go dtiocfaidís chuca do thabhairt
chungnamha dóibh, agus tangadarsan,
agus do líonadar an dá luing, ionnas
go rabhadar a ninnme a mbáidhte.
8. Agus an tan do chonnairc Simon
Peadar [so,] do sleuchd sé ag glúinibh
Iósa, ag rádh, imthigh uaim a thighearna,
óir is duine peacach mé.
9. Oir do ghabh eagla é féin, agus
a raibh na fochair uile, ar son na gabh-
ála éisg do ghabhadar:
10. Agus mar an gceudna Séumas
agus Eóin, clann Shebedei, do bhí na
gcompánachaibh ag Simon, agus a dubh-
airt Iósa ré Simon, ná bíodh eagla ort:
as so a mach biaidh tú ag iasgaireacht ar
dhaoinibh.
11. Agus an tan tugadarsan a
longa chum tíre, ar bhfágbháil an uile
neithe dóibh, do leanadar eisean.
12. * Agus tárla an tan do bhí *Math. 8.
sé a ccathraigh áirighe, feuch, óglach lán 2.
do lubhra: agus ar bhfaicsin Iósa
dó, do léig sé é féin síos ar a aghaidh,
agus do ghuidh sé é, ag rádh; a thigear-
na, más toil leat é, is éidir leat mise
do ghlanadh.
13. Agus ar síneadh a láimhe, do
bhean sé ris, ag rádh, as toil, bí glan,
agus dfág an lubhra é ar an mball.
14. Agus do aithin sé dhe gan a
innsin do dhuine ar bith: as imthigh,
taisbéin tú féin don tsagart, agus
íodhbair ar son do ghlanta, mar do
aithin Maoisi, mar fhiadhnuisi dóibh.
15. As is móide do leathnuigh a
chuarasgbháil sin: agus do chru-
inníg slúagh mór deisdeas ris, agus
dfagháil foirithne a dtinneas uadh.
16. As do chuaidh seisean fá leith
ar an bhfásach, agus do rinne sé ur-
nuighe.

17. Agus tárla go raibh sé lá áiriġe ag teagasg: agus go rabhadar na Phairisinig, agus doctúiri an dlíġe na suiḋe a látair, noċ táinic as gaċ uile bhaile don Ghalilé, agus do tír Iúdaiġe, agus ó Iarusaléim: agus do bhi cumasa an tiġerna ċum a slánuiġte:

*Math. 9. 2.

18. Agus féuċ, * do iomċradar dáoine a leabaiḋ, óglaċ do bhi a bpairilis: agus do iarradar a tabhairt a steaċ, agus a ċur na fiaḋnuisisean.

19. Agus an trát naċ bfuaradar caói ar a tabhairt a steaċ, tré méud na cuideaċta, do ċuadar suas ar a tiġ, agus do léigeadar é féin, agus a leabaiḋ sios triḋ an slinnteaċ ar lár, a bfiaḋnuisi Iósa.

20. Agus ar bfaicsin a gcreidim dósan, a dubhairt sé ris; a duine, a táid do peacaiḋ ar na maitem duit.

21. Agus do thionnsgnadar na sgriobuiḋe, agus na Phairisinig diosbóireaċt do ḋéunam, ag ráḋ; créd é an fear sa labhras blaisféimiġe: cia féudus peacaiġ do maitem, as Dia na aonar?

22. As ar naitne a smúaintiġe dIosa, do freagair sé, agus a dubhairt sé riú; créd é an ni so smuaintiġtiri an bhur gcroiḋtibh?

23. Cia is usa a ráḋ, a táid do peacaiḋ ar na maitem duit: ná a ráḋ, éiriġ, agus siobhail?

24. As do chum go mbeit a fios agaibh, go bhfuil cumasa ag mac an duine, peacaiḋh do mhaithemh ar an dtalamh, (a dubhairt sé ré fear na pairilisi) a deirimsi riot, éiriġ, tóg do leabaiḋh, agus imthigh dod tiġ.

25. Agus ar néiriġe dósan ar an mball an a bhfiaḋnuisi, do tóg sé an leabaiḋ an a raibh sé na luiġe, agus do ċuaiḋ sé dá tiġ, ag molaḋ Dé.

26. Agus do ġabh uatbhás caċ uile, agus do moladar Dia: agus do lionaḋ deagla iad, ag ráḋ; do ċonncamar neite doiċreite a niuġ.

*Math. 9. 9.

27. * Agus tar éisi so do ċuaiḋ Iósa a maċ, agus do ċonnairc sé publiocán dár bainm Lébi, na suiḋe ag bord an ċusdaim, agus a dubhairt sé ris; lean misi.

28. Agus ar bfágbáil gaċ éin neiṫe dósan, déiriġ sé, agus do lean sé eision.

29. Agus do rinne Lébi féusda mór dó an a tiġ féin: agus do bi cuideaċta mór publiocán, agus dáoine eile do suiḋ na bfoċair.

30. Agus do rinne cuid diobh do bi na sgriobuiḋibh, agus na bPhairisineaċaibh monabar a naġaiḋ a deisciobalsan, ag ráḋ, créud fá nithti agus fá nibhti a bfoċair na bpubliocán, agus na bpeacaċ?

31. Agus ag freagra a dubhairt Iósa riú, ni bfuil riachtanus leaga ar na dáoinibh slána, as ar na dáoinibh tinne.

32. Ni táinic misi do ġairm na bfíréunaċ, as na bpeacaċ ċum aitriġe.

33. As a dubhradarsan ris, * créud fá dtroisgid deisciobail Eóin go minic, agus créd fá ndéunaid siad urnaiġe, agus mar an gcéudna deisciobail na bhpairisineach: as ithid agus ibhid do deisciobailsi.

*Math. 9. 14.

34. Agus a dubhairt seision riú, an bféadtáoisi a tabhairt air cloinn tséompra an fir núa phósda troisgadh do ḋéunam, an feaḋ bhias sé féin na bfoċair?

35. As tiocfaid na laete an tan bhéuntar an fear núa phósda úatha, ann sna laetibh sin do ḋéunaid siad troisgaḋ.

36. Agus a dubhairt sé fós trés ċosamlas riú; ni ċuireann neaċ ar bith preabán éudaiġ núa air seanċulaiḋ, nó brisidh an téudach núa é, agus ni tig an preabán núaéudaiġ leis a tseanéudaċ.

37. Agus ni ċuireann duine ar bit fion núa a seanbuidéulaib, nó brisfiḋ an fion núa na buidéil, agus dóirtfidhear an fion, agus rachaiḋ na buidéil a muġa.

38. As

38. As fíon núa is cóir do chur a mbuidéulaibh núadha, agus béid siad ar áon slán.

39. Agus ni bfuil duine ar bith iber seinfion, lér ab áill fion núa ar ball: oir a deir sé, is é an seinfion is folláine.

---

## CAIB. 6.

* Math.12.1. || an dara chéadsábbóid.

Agus * tárla ag gabáil trí ghortuibh dóson an || dara sábóid don tsollamain, gur bhenadar a dheisciobail déusa, agus tar éis a gcuimelta eidir a lámhuibh dóibh, dúadar iad.

2. As a dubhradar cuid do na Phairisinechuibh riú: créd fá ndéuntaói ni nach indlisnta ann sa tsáoire?

3. Agus ar bhfreagra Dhiosa adubhairt sé riu; an né nár leughabhuirsi an ni so do rinne Dáibhi, an tan do bhí ocrus air féin, agus ar an muintir do bhí na farradh:

4. Cionnus do chúaidh sé a steach go tigh Dé, agus do ghlac sé arán na fiadhnuisi, agus a dúaigh sé é, agus tug sé fós don mhuintir do bhí na fochair é: noch nár chóir ithe, acht do na sagartuibh amháin?

5. Agus a dubhairt seisean riú; as tighearna don tsábóid féin mac an duine.

* Math.12.9.

6. * Agus tárla fós a sáboid eile, go ndeachaidh seisean a steach don tsinagóg, agus gur theaguisg sé, agus do bhí óglach ann sin agá raibh a lámh dheas ar na seargadh.

7. Agus do bhí coiméud ag na sgríobhuidhibh agus ag na Phairisinechuibh air sen, dá féucadh an ndénadh sé leighes ann sa tsábóid, do chum go bhfuighidis adhbhar gearáin air.

8. As daithin seisean a smuaintighthe: agus a dubhairt sé ris an nduine agá raibh an lámh seargtha: éirigh, ⁊ seas a lar [cáich.] Agus do éirigh seision agus do sheas sé.

9. Ann sin a dubhairt Iósa riúsan, fiafroichaidh misi dibhsi ni áirighe, an chóir maith nó olc do dhéunamh sa tsábóid: anum do shábháil nó do sgrios?

10. Agus an tan do féuch sé orrtha uile na timcheall, a dubhairt sé ris a nóglach, sín amach do lámh: agus do rinne seisean mar sin: agus do haiseagadh a lámh slán mar an lámh eile.

11. Agus do líonadh iadsan do chuthach: agus do lúaidheadar ré a chéile, créd do dhéunadis ré hÍosa.

12. Agus tárla ann sna laethibh sin, go ndeachaidh seisean amach ar sliabh, do dhéunamh urnaighe: agus do chaith sé an oidhche ag guidhe Dé.

13. Agus ar néirghe don lá, do ghoir sé a dheisciobail chuige, * agus do thog sé dá fear dhéug asda, dár ghoir sé absdail: * Mat.10.1

14. Simon dár ghoir sé fós Pedar, agus Aindrias a dhearbhráthair, Séumas ⁊ Eóin, Philip, ⁊ Bartolomeus.

15. Matha agus Tomás, Séumas [mac] alphei, agus Simon dá ngoirthear Selótes.

16. * Iudás [dearbhráthair] Shéumuis, agus Iudás Iscariot, (an té fós do brath eision.)

17. Agus táinig sé a núas leó, agus do sheas sé ar mhachaire réidh, agus a choimthionól deisciobal, agus mórán mór do phobal ó thír Iúdaighe uile, agus ó Iarusalem, agus ó chois fairrge Thirus agus Shidon, noch táinig dhéisdeacht leision, agus dfaghbháil leighis ar a neasláintibh,

18. Agus a raibh ar na gcíorrbhadh ag spioraduibh neimhghlana, agus do leighisedh iád.

19. Agus do bhí an slúagh uile ag iarraidh cumelta ris, óir do bhiodh subhailce ag dul úadh, agus do slánuigheadh sé iád uile.

20. Agus ar dtógbháil a shúl súas dóson air a dheisciobluibh, a dubhairt sé: * as beannaighthe [sibhsi] a dháoine bochta: óir as libh flaitheas Dé. * Mat.5.3.

21. As beannaighthe sibh a dháoine atá ocrach a nois: óir sáiseóchthar sibh: As beannaighthe sibhsi cháoidheas a nois: óir do dhéuntáoi gáire.

22. As

22. As beannaighthe beithi an tráth fúathóchaid dáoine sibh, agus chuirfid siad as a gcuideachta sibh, agus imdheargfaid sibh, agus chuirfid bhur nainm amach, mar olc, ar son mic an duine.

23. Déunaidh gáirdeachus an lá sin, agus éirghidh a náirde re lúthgháire, óir féuch, as mór bhur luáidheacht ar neamh. Óir as mar sin do rinnedar a naithreacha ris na fáidhibh.

* Amos 6. 1. 24. * Acht as anáoibhinn dáoibhsi a dháoine saidhbhre: óir atá bhur sólás agaibh.

* Isai. 65. 13. 25. * As anáoibhinn dáoibh a dháoine atá sáitheach: óir biaidh ocras oraibh. As anáoibhinn dáoibh, a dháoine atá gáiridhe a nois: óir cáoifidhe, agus goilfidhe.

26. As anáoibhinn dáoibh an tráth a déuraid na huile dáoine maith ribh: óir as mar sin do rinnedar a naithreacha ris na fáidhibh fallsa.

* Math. 5. 44. 27. * Acht a deirim ribhsi, atá ag éisdeacht, gráidhighidh bhur námhaid: déunaidh maith don dreim ler fúath sibh:

28. Tabhraidh bhur mbeannachadh don dreim mhallaigheas sibh: agus déunaidh urrnaighe ar son na muintire do ní bhur ndíoghbháil.

* Math. 5. 39. 29. * An té bhuáileas tú ar a ngiall, iompó chuige an giall eile: * agus an té beanus do chlóca díot, ná bac dhe do chóta fós [a breith leis.]
* Math. 5. 40. 1 Cor. 6. 7.

30. Agus tabhair do gach neach iárrus ort: agus ón té thógbhus do chuid uáit, ná hiárr ar ais é.

* Iob 4. 15. Math. 7. 12 31. * Agus mar as toil libh dáoine do dhéunamh dhíbh, déunaidhsi mar an gcéudna dóibhsion.

* Math. 5. 46. 32. * Óir má tá grádh agaibh don mhuintir ghráidhigheas sibh, créud é an buidheachus biás oraibh? óir gráidhighid na peacthaigh féin na dáoine ghráidhigheas iad.

33. Agus má niti maith don mhuintir do ní maith dhíbh, créud é an buidheachus biás oraibh? óir do níd na peacthaigh féin an gcéudna.

* Math. 5. 42. 34. * Agus tá dtugtáoi áirleagadh do na dáoinibh ó a sáoiltí a fhagháil a ris, créud é an buidheachus biás oraibh? óir do beirid na peacaidh áirleagadh do na peacachaibh, do chum go bfuighdís a leithéid a ris.

35. Ar a nadhbharsin gráidhighidh bhur náimhde, agus déunaidh maith, agus tabhraidh áirleagadh uaibh, gan súil re héinni: agus budh mór bhur luáidheacht, agus beithi bhur gclainn ag an té as áirde. Óir bi seisean cineálta leis na dáoinibh dombhuidheacha agus saithe.

36. Ar a nadhbharsin bithisi trócaireach, mar atá bhur nathair trócaireach.

37. * Agus ná beiridh breath, agus ní bheurthar breath oraibh: ná damnuighe, agus ní daimeontar sibh: maithidh, agus maithfidher dáoibh. * Mat. 7. 1.

38. Tabhraidh uaibh, agus do bheurthar dáoibh: agus do bheuruid dáoine an bhur nuchd miosúr maith, dingthe, craithte, 7 ag dul tairis. Óir as leis an miosúr an a dtoimheósdáoi, toimheósdar mar an gcéudna dáoibh.

39. Agus do labhuir sé cosamhlacht riu; * an bféudann an dall eólus do dhéunum do dhall eile? an ne nách duitfid araon sa dig? * Mat. 15. 14.

40. * Ní bfuil an deisciobal ós cionn a mhaighistir, acht gidh bé neach bhus diongmhála; biaidh sé mar a mhaighistir. * Mat. 10. 24.

41. * Agus créud fá a bhfaiceann tú an brot beag a súil do dhearbhráthar, agus nach dtugair dot aire an tsail atá ad súil féin? * Mat. 7. 3.

42. Nó cionnus as éidir leat a rádh réd dhearbhráthair; a dhearbhráthair, léig dam an brot atá ad súil do bhuain aisde: agus nách bfaiceann tú an tsail atá ad súil féin? a fir an fuarchrábhaidh, ar tús teilg amach an tsail as do súil féin, agus an sin bus léir dhuit, an brot atá a súil do dhearbhráthar do bhuain aisde.

43. * Óir ni maith an crann iomchras drochthoradh, agus ní holc an crann iomchras toradh maith. * Mat. 7. 16

44. Óir is as a thoradh aithentar gach uile chrann. Óir ní chruinnighid dáoine figídhe do dheilgnibh; na caora fíneamhna do dhrisíbh.

45. Do

45. Do ḃeir an duine maiṫ, ni maiṫ
as ciste maiṫ a ċroiḋe féin: agus
do ḃeir an droċ ḋuine droċ ni as droċ
ċiste a ċroiḋe féin. Oir is as iomar-
cuiḋ an ċroiḋe, labhrus an béul.
*Mat.7.21 46. * As créud fá ngoirṫi-si, a
ṫiġearna, a ṫiġearna ḋiomsa, agus naċ
déuntaoi na neiṫe a deirim?
47. Gaċ uile neaċ ṫig ċugamsa, a-
gus éisdeas rém ḃriaṫraiḃ, agus do
ni dá réir: foillseoċuiḋ mé ḋaoiḃsi cia
ré an cosṁuil é.
48. As cosṁuil é ré neaċ do ṫóg a
ṫiġ, agus do ṫoċail, agus do ċuaiḋ
go doiṁin a dtalaṁ, agus do ċuir a
ḟundáiment ar ċarraig: agus mar
ṫáinig an tuile, do ḃuail an sruṫ fán
dtiġ úd, as níor ḃéidir leis a ċorru-
ġaḋ: oir do ḃí sé ar na ḟundámen-
tiuġaḋ ar ċarraig.
49. As giḋ bé ċloiṡ, agus naċ
déun, as cosṁuil é ré neaċ do ṫóg a
ṫiġ ⁊ talaṁ gan ḟundaiment, ⁊ ar ḃuail
an tuile: agus do ṫuit sé do láṫair,
agus bá mór tuitim an ṫiġe sin.

---

## CAIB. 7.

*Mat.8.5. AGus * an tráṫ do ċríoċnuiġ
sé a ḃriaṫra uile a néisdeaċt
an ṗobail, do ċuaiḋ sé a
steaċ go Capernáum.
2. Agus do ḃí óglaċ Caiptín áir-
igṫe go breoiṫe a riocht báis, ⁊ a raiḃ
cion mór aige.
3. Agus an tan do ċualaiḋ sé tu-
arasgbáil Íosa, do ċuir sé sinsir na
Niuduiġe ċuige, ag iarruiḋ air, teaċt
agus a ṡeirḃfoġantuiḋe ṡlánuġaḋ.
4. Agus an tan ṫangadar so ċum
Íosa, diarradar ⁊ go diṫċeallaċ, ag
ráḋ, gur ḃfiu é so do ṫaḃairt dó.
5. Oir atá grádh aige ḋar gcineaḋ-
ne, agus do ṫóg sé sionagóg ḋuinne.
6. Agus do ċuaiḋ Íosa léo. Agus
an tan do ḃí sé a ngar don tiġ, do
ċuir an caiptín a ċáirde ċuige, ag
ráḋ ris; a ṫiġearna, ná cuir buaiḋ-
reaḋ ort féin: óir ni ḟiú misi go raċ-
fá a steaċ fá ċleiṫ mo ṫiġe.

7. Ar a naḋḃarsin níor ṁeas mé
gur ḃfiú mé féin dul ad ionnsuiġe: as
abair a ḃfocal, agus biaiḋ mógłaċ
slán.
8. Oir as duine misi féin atá faoi
ċuṁaċtaiḃ, agá ḃfuilid saiġdiuiriġ fúm,
agus a deirim ris an ḃfearso imṫiġ,
agus imṫiġe sé: agus ré fear eile,
tair, agus ṫig sé: agus rém ṡear-
ḃfoġantaiḋe déuna so: agus do ni
sé é.
9. Agus ar na gcloisdin so Ḋío-
sa, do ḃí iongnaḋ aige air, agus ar
ḃfilleaḋ dó, a duḃairt sé ris a tsluaġ
do lean é; a deirim riḃ, naċ ḃfuaras mé
a Nisrael féin a ċommór so do ċrei-
deaṁ.
10. Agus ar ḃfilleaḋ a steaċ do na
teaċtaiḃ do cuireaḋ ċuige, fuaradar
an seirḃfoġantaiḋ do ḃi tinn, slán.
11. Agus tárla an lá na ḋiaiġ sin,
go ndeaċaiḋ sé don ċaṫraiġ, dá ngoir-
ṫear Náim: agus do ċuadar mórán dá
ḋeisciobluiḃ leis, agus buiḋean mór.
12. Agus an tan ṫáinig sé a ngar
do ḋoras na caiṫreaċ, féuċ, do ḃí duine
marḃ agá ḃreiṫ amaċ, do ḃi na ṁon
ṁac agá ṁáṫair, agus i na baintreaḃ-
aiġ: agus do ḃí coimṫionól mór ón
ċaṫraiġ na foċair.
13. Agus ar na faicsin don tiġ-
earna, do ġaḃ truaiġe mór ḋi é, agus
a duḃairt sé ria; ná guil.
14. Agus táinic sé, agus do ḃean
sé ris an gcomraiḋ, (agus do ṡeasa-
dar an lucht do ḃí agá iomċar) agus
a duḃairt sé; a ógánaiġ, a deirim
riot, éiriġ.
15. Agus d'éiriġ an duine marḃ na
ṡuiḋe, agus do ṫionnsgain sé labairt:
agus tug sé dá ṁáṫair féin é.
16. Agus do ġaḃ eagla iád uile,
agus tugadar glóir do Ḋhia, ag ráḋ:
d'éiriġe fáiḋ mór an ar measg, agus
d'féuċ Dia ar a ṗobal féin.
17. Agus do ċuaiḋ an tuarasg-
báil so amaċ ⁊ fao tire Iudaiġe uile,
agus ⁊ feaḋ gaċ éintire timċeall.
18. Agus * diṁsgeadar a ḋeisciobail *Mat.11.2
na neiṫe so uile Ḋeoin. Agus ar
ngairm

ngairm Dhéoin deisi áirighe dá deisciob-
luibh ċuige,
19. Do ċuir sé dionsuiġe Íosa iad,
ag rádh: an tusa an té do bhí ċum
teaċta, nó an bfuilmid ag feiṫeamh re
neaċ eile?
20. Agus an tan ṫangadar na
fir si ċuigesean, a dubhradar; do ċuir
Eóin baisde sinne ċugad, ag rádh: an
tusa an té do bhí ċum teaċta, nó an bfuil-
mid ag feiṫeamh re neaċ eile?
21. Agus ar an uáir sin féin do
ṡlánuiġ seisean mórán daoine ó easlain-
tibh, agus ó ṗláiġibh, agus ó ḋroċ sprio-
radaibh: agus tug sé a radharc do ṁó-
rán dall.
22. Agus ar bhfreagra Díosa, a
dubhairt sé riú; air nimṫeaċt dibh inn-
isidh Déoin, na neiṫe do ċonncabhair, agus do
ċúalabhair: go bhfaicid na daill, go siub-
laid na bacaigh, go nglantar na lobhair,
go gcluinid na bodhair, go néirgid na
mairbh, go bhfuil an soisgéul dá seanmóir
do na boċtaibh.
23. Agus as beannaiġṫe an té náċ
bhfuiġe oilbhéim ionnamsa.
24. Agus an tráṫ do imṫiġeadar
teaċtaire Eóin, do ṫionnsgoin seision
a rádh ris an bpobal a dtimċeall Eóin;
créud é an ni agá ndeaċabhair dá féu-
ċain amaċ ar an bfásaċ? an giolcaċ
ar na bogadh ag an ngáoiṫ?
25. Acht créud é an ni agá ndeaċab-
air amaċ dá ḟéuċuin? duine atá ar na
éudugadh a neuduiġibh mine? féuċ, an
lucht bhíos a néudaiġibh onóraċa agus a
sáime, is a bpálásuibh na ríogh bhíd siad.
26. Acht créd é an ni agá ndeaċabhair
amaċ dá ḟéuċuin? fáidh? a deirim ribh
go firinneaċ, agus ni as mó ná fáidh.
27. As so an té ar a bhfuil sgri-
obṫa, féuċ, cuirim mo ṫeaċtaire romhad,
oillmheóċus do ṡliġe romhad.
28. Oir a deirim ribh, naċ bhfuil
eidir ċlannuibh na mban, fáidh as mó ná
Eóin baisde. Acht cheana an té as
lugha a ríoġaċt Dé, as mó é ná ei-
sean.
29. Agus ar na gcloisdin so, do
ṁoladar an pobal uile, agus na Puib-
liocáin Día, do bhí ar na mbaisdeadh re
baisdeadh Eóin.
30. Acht tugadar na phairisinigh
agus an lucht dliġe tarcuisne ar ċom-
airle Dé na naghaidh féin, gan a beiṫ
ar na mbaisdeadh uádhsan.
31. Agus a dubhairt an tiġearna,
* cia re samhéola mé daoine an ċinidh so? * Matth. 11. 16.
agus cia ré as cosmhuil iad?
32. As cosmhuil iád re leanbuibh na
suidhe ar áit an ṁarguidh, agus éigh-
meas ar á ċéile, agus a deir: do rinn-
eamair píobaireaċt dáoibh, agus ni dear-
nabhair damhsa: do rinneamar caoi dáoibh,
agus ni dearnabhair gul.
33. Oir ṫáinig Eóin baisde, ni ag
iṫe aráin, ná ag ól fiona, agus a
deirṫisi atá deaṁan ann.
34. Tháinig mac an duine ag iṫe,
agus ag ól, agus a deirṫi, feuċ, an
duine cráosaċ, cara na bpuibliocán
agus na bpeacaċ.
35. Acht atá an eagna ar na sáoradh
ó na cloinn féin uile.
36. * Agus do iárr duine áiriġe * Mar. 14. 3.
do na ṗairisineaċaibh air, [biadh] iṫe na
ḟoċair. Agus ar ndul a steaċ go tiġ an
ṗairisinigh dó, do suidh sé síos ċum bídh.
37. Agus féuċ, an tráṫ fuair bean
don ċaṫraiġ, do bhí na peacaċ, a fios go
raibh sé na ṡuidhe ag biadh a dtiġ an
Fhṗairisinigh, tug si boxa ola lé,
38. Agus ar seasamh agá cho-
suibh don táobh ṡiár de ag gul, do
ṫionnsgain si a ċosa dionnladh lé na
deúruibh, agus a dtiurmughadh lé
gruaig a cinn, agus do ṗóg si a ċo-
sa, agus do ong si leis an ola
[ iád. ]
39. Agus an tan do ċonnairc an
ṗairisineaċ tug an cuireadh dósan sin,
do smuáin sé na inntinn, ag rádh, dá madh
fáidh an fearso daiṫneóċadh sé, cia, a-
gus gá hionnus an bhean so bheanus ris,
oir as peacaċ í.
40. Agus ar bhfreagra Díosa a dub-
hairt sé ris; a Shimóin, atá ni agam ré
rádh riot: agus a dubhairt seision; a
ṁaiġisdir, abair romhad.
41. Do bhádar dias dféiṫeamhnuibh .16.9
ag

ag fer áirighthe do thabhairt úadh, do dhligh sé cúig céud pighinn dfíor aca, agus caogad don dara fer.

42. Agus an tráth nac raibh dio-luigheas ag ceachtar díobh ré na thabhairt dó, do mhaith sé dóibh araon: uime sin innis dhamhsa, cia aca leis ab annsa é?

43. Agus ar bfreagra do Shimón a dubhairt sé; measaim gur leis an té dár mhaith sé an tsuim as mó. Agus a dubh-airt seision ris, as maith an breith rug tú.

44. Agus ar bhfilleadh dó cum na mná, a dubhairt sé ré Simón; an bfaic-eann tú an bean so? táinig misi a stoch dod thighsi agus ni thug tú uisgi chum mo chos dionladh, as do nigh an bean so mo chosa lé na déuraibh, agus do thior-maigh si iád lé gruáig a cinn.

45. Ni thug tusa póg dhamh: as ó tháinig mé a steach, níor choisg sisi do phógadh mo chos.

46. Níor ong tú mo cheann lé hola, as do ong an bean so mo chosa ré hunn-ement.

47. Ar a nadhbharsin a deirim riot, go bfuilid a hiomad peacaidh ar na mai-theamh dhi: óir as mór do ghrádhuigh si. As gidh bé dá maitthear beagan as beag ghrádhuigheas sé.

48. Agus a dubhairt sé ria; atáid do pheacaidh ar na maitheamh dhuit.

49. Agus do thionnsgnadar an lion do bhi na suidhe na bhfochair air an mbórd, a rádh ionnta féin, cia an fear so mai-theas na peacaidh?

50. Agus a dubhairt sé ris an mnaoi; do slánuigh do chreideamh tú, imthigh a si-othcháin.

CAIB. 8.



Agus tárla na dhiáigh so, gur siobhail seision tré gach ca-thraigh, agus gach baile, ag seanmórughadh, 7 ag sois-géulughadh ríoghachta Dé; 

*Mat.16.9 agus an dá fear dhéug na bhfochair:

2. Agus mná áirighe do leigheasadh ó dhroichspioradaibh, agus ó easláintibh, Muire dá ngoirthi Mhagdalén, as a ndeachadar seacht ndeamhain,

3. Agus Ioanna bean Chúsa feadh-mhannuigh Iorúaith, agus Susanna, agus mórán eile do chaith risean dá maoin féin.

4. * Agus an tan do chruinnigh buidh-dhean mór, agus tangadar as gach uile chathruigh chuigesion, do labhair sé a gco-samhlas [riu.] *Math.13. 2.

5. Do chuaidh sioladóir áirighe amach do chur a shil féin; agus ag cur an tsil dó, do thuit cuid de chois na sli-gheadh, agus do brughadh fá chosaibh [dhaoi-ne] é, agus dúadar éunlaith a naieóir é:

6. Agus do thuit cuid eile ar char-raic, agus ar bfás dó, do shearg sé, do bhrigh nach raibh taisleach aige:

7. Agus do thuit cuid eile a measg deilgnigh: agus ar bfás don deilgneach a nóinfheacht ris, do thachdar é:

8. Agus do thuit cuid eile a dtalamh maith: agus an tan do fhás sé, thug sé toradh céadach úadh. [Agus] ar na rádh so dhó, do éigh sé, gidh be agá bfuilid cluása chum éisdeachta, éisdeadh sé.

9. Agus do fhiafruigheadar a dheis-ciobuil dhé, ag rádh, créd é an chosamh-lassin.

10. Agus a dubhairt seisean: is dhóibh-si tugadh rúndiamhra ríoghachta Dé daithniughadh, as do chách eile a ccosamh-lassaibh, ionnus ag faicsin dóibh nach bfaicfidis, agus ag cluinsin dóibh nach dtuigfidis:

11. * As so an chosamhlas: a sé an síol briathar Dé: *Math.13. 18.

12. Agus an druing úd chois na sli-gheadh, a siád éisdeas: na dhiáigh sin tig an diabhal, agus tógbhuidh sé an bria-thar as a gcroidhe, deagla go gcreid-fidis, agus go slánóchthaoi iád.

13. Agus an dream úd air an gcar-raic, an tan do chluinid, gabhuid chuca an briathar maille lé gáirdeachus: as ni bfuil fréumh aca so, noch chreideas feadh ta-muill, agus filleas ar a nais a naimsir an chathaighthe.

14. As an ní úd do ṫuit a measg
na ndeilgneaċ, a siád so do éisd: as
ar nimṫeaċt dóib, múċtar iad lé cúram,
agus lé saiḋbreas, agus lé sáime na
beaṫa, agus ní tabraid toraḋ úaṫa.
15. As an ní [do ṫuit] ann sa ta-
lam maiṫ, a siad súd éisdeas ris an
mbreiṫir, agus ċungṁas é a gcroiḋe
socraiḋ maiṫ, agus do beiriḋ toraḋ
úaṫa a bfoiġid.
* Math. 5. 15. 16. * As ní bfuil neaċ ar biṫ lasas
coinneall, folċas fói soiġteaċ í, ná
ċuireas fói leabaiḋ í: as cuiriḋ sé a
gcoinnleóir í, do ċum go bfaicfeaḋ an
luċd ṫéid a steaċ an solas.
* Math. 10. 26. 17. * Oir ní bfuil éin ní foluiġṫeaċ,
naċ ḋéuntar follas: ná secréideaċ,
naċ bfuiġṫear a fios, agus naċ dtioc-
faiḋ ċum soillsi.
18. Ar a nadḃarsin tabraiḋ bur
naire ribh cionnas éisdeas sib: * oir giḋ
bé neaċ agá bfuil, is dó do béarṫar: a-
gus giḋ bé neaċ ag naċ bfuil, béartar
uaḋ an ní fós saoilteas do beiṫ aige.
* Math. 13. 12.
* Math. 12. 46. 19. * Agus tangadar a ṁaṫair a-
gus a ḋearbraiṫreaċa ċuige, agus níor
béidir leó dul a ngar dóson ón tslú-
aġ.
20. Agus do hinniseaḋ dó, ag ráḋ:
atá do ṁaṫair agus do ḋearbraṫreaċa na
seasaṁ a muiġ ag iarraiḋ ḋfaicsin.
21. Agus ar bfreagra dósan a
dubairt sé riú; a siád so mo ṁaṫairse,
agus mo ḋearbráiṫreaċa, noċ éisdeas bri-
aṫar Dé, agus do ní dá réir.
* Math. 8. 23. 22. * Agus tárla lá áiriġe go
ndeaċaiḋ seisean agus a ḋeisciobuil a
luing: agus a dubairt sé riú, ḋénam
ar an taob úd a nunn don loċ. Agus do
sdiúradar rompa.
23. Agus ag luingseóireaċt dóib
do ṫuit a ċodlaḋ airsean: agus do éi-
riġ sdoirm ġaoiṫe ar a loċ: agus do
líonaḋ súas iád, agus do bádar a
ngábaḋ.
24. Agus ar ndol ċuigesean dóibh
do ḋúisgeadar é, ag ráḋ; a ṁaiġis-
dir, a ṁaiġisdir, atámaoid ar fágbáil.
Agus ar néiriġe dósan do bagair sé ar
an ngaoiṫ agus ar tonnġail a nuisge:
agus do ċoisgeadar, agus tainic ciú-
nas ann.
25. Agus a dubairt sé riú cáit:
a bfuil bar gcreideam? agus ar mbeiṫ
air ccrit le heagla dóibsion do ġab iong-
naḋ iád, ag ráḋ ré ċéile; cia hé so,
a deir ris na gaoṫaib, agus ris a
nuisge fós beiṫ na dtost, agus umluiġ-
giḋ siád dó?
26. * Agus do riṅneadar loingseó- * Math. 8. 28.
ras go criċ na Ngadarénaċ, atá as
coṁair na Galilé a nunn.
27. Agus ar ndol a dtír dósan,
tárla óglaċ áiriġe as an gcaṫraiġ air,
ann a rabadar deaṁain re haimsir fada,
agus ag naċ bioḋ éadaċ uime, agus ní
coṁnuiġeaḋ sé a dtiġ as an sna tuá-
maiḃ.
28. Agus ag faicsin íosa dó, a-
gus ag éiġme do ṫeilg sé é féin síos
agá ċosaib, agus a dubairt sé do ġut
árd; créd é mo ċúisi diot a Íosa a
mic Dé ro áird? iárraim ort gan mo
ṗiánaḋ.
29. Oir do aiṫin sé don spiorad
neaṁglan dol as a nduine. Oir is iom-
ḋa uáir do beireaḋ sé sioṫaḋ air: agus
do ceanglaḋ lé slabraiḋib agus do
coiṁédaiḋ lé geimleacaib é: agus ar
mbriseaḋ na gcuibreaċ dósan do tioma-
naḋ an deaṁan fá na fásaiġib é.
30. Agus dfiafruiġ íosa dhe,
ag ráḋ, créd is ainm duit? agus a
dubairt seision, léigión, do bríġ go
ndeaċadar mórán deaṁan a steaċ ann.
31. Agus diárradar air gan a
ċur dfiaċaib orṫa dul ann sa ḋubai-
gén.
32. Agus do bí tréd mór muc ann
sin ag innilt ar a tsliab: agus diár-
radar air a léigean dóib dul ionnta:
agus dfulaing seision sin dóib.
33. Agus ar ndul do na deaṁnaib
as a duine, do ċúadar ann sna mucaib:
agus do riṫ an tréd muc ris a naill
ann sa loċ, agus do múċaḋ iád.
34. Agus an tráṫ do ċonncadar
na hoiḋiġe an ní do rinneaḋ ann, do ṫei-
ṫeadar: agus ar nimṫeaċt dóib dinnse-
dar [sin] ann sa ċaṫraiġ agus ar na
macaiġib.
35. Agus

35. Agus do ċuadarsan amach
dféċain an neiṫe do riñeaḋ: agus tan-
gadar dionnsuiġe Iósa, agus fuara-
dar an duine as a ndeaċadar na deaṁuin
ar na ċouġaḋ, agus é ar deaġċeill na
ṡuiḋe ag cosaib Iósa, agus do ġab
eagla iád.
36. Agus an dream do bí dá féċain
dinnsiġeadar dóibsion, cionnas do slán-
aiġeaḋ an tí iona rabadar na deaṁuin.
37. Agus diárradar lucht críċe na
Ngadarénaċ uile airsion, imṫeaċt uaṫa,
oir do bí eagla ro ṁór orrṫa: agus
ar ndol dósan ann a luing dfill sé tar
ais.
38. Agus diárr an fear as a ndea-
ċadar na deaṁuin air, é féin do ḃeiṫ na
ḟoċair: acht do léig Iósa uaiḋ é, ag
ráḋ,
39. Fill dod ṫiġ féin, agus iñis
méud na neiṫeann do riñe Dia duit. A-
gus do imṫiġ seision ar feaḋ na caiṫ-
reaċ uile, ag iñisin créd iád na neiṫe
do riñe Iósa dó.
40. Agus tárla an tan do ḟill
Iósa tar ais, gur ġab an slúaġ ċuca
é: oir do bádar uile ag feiṫaṁ ris.
*Math. 9. 18. 41. * Agus féuċ, táinic neaċ áir-
iġe dar bainm Iáirus do bí na uasaran
ar a tSinagóig: agus an tan do slé-
uċt sé ag cosaib Iósa, diárr sé dat-
ċuinġiḋ air dul leis dá ṫiġ féin.
42. Do bríġ go raib éinġein inġine
aige timċeall a dá bliaḋan déag, agus í
fagáil báis. Acht ar mbeiṫ ag imṫeaċt
dó do bí an slúaġ dá brúġaḋ.
43. Agus bean do bí a bfluxa fola
dá bliaḋuin déag, agus do ċaiṫ a raib
aice le leaġaib, agus nar béidir le héin-
neaċ a leiġeas;
44. Do ċuaiḋ sí taob síar deision,
agus do ċumail sí ré himeal a bruit:
agus do sguir a dórtaḋ fola ar an
mball.
45. Agus a dubhairt Iósa, cia so
do bean rium? agus ar na séna do ċáċ
uile, a dubhairt Peadar, agus an dream
do bí na ḟarraḋ; a ṁaiġisdir, atá an
slúaġ ad brúġaḋ, agus ad ṗlúċaḋ,
agus a nabair tú, cia bean rium?
46. Agus a dubhairt Iósa, do bean
duine éigin rium. Oir do ṁoṫuiġ mé
subailce dul asam.
47. Agus an tráṫ do ċonnairc an
bean gur hairiġeaḋ í, táinic sí ar crit,
agus ag sléuċtaṁ dósan, dfoillsiġ sí
dó a bfiaḋnuisi an ṗubuil uile créd é
an tádbar far ċumail sí ris, agus
cionnus do leiġeasaḋ í ar an mball.
48. Agus a dubaint seisean ria;
bíoḋ muiniġin ṁaiṫ agad a inġean, do
slánuiġ do ċreideaṁ tú: imṫiġ romad
a síoṫċáin.
49. An feaḋ do bí seision ag labhairt,
táinic neaċ áiriġe ó uasaran na Sina-
góge, da ráḋ ris: Fuair hinġean bás:
ná cuir buaiḋreaḋ ar an maiġisdir.
50. Agus ar na ċluinsin [so] Dí-
osa, do ḟreagair sé é, ag ráḋ; na bíoḋ
eagla ort: creid a ṁain, agus slái-
neóċṫar í.
51. Agus ar ndul a steaċ don tiġ
dó, níor ḟuiling sé neaċ ar bit do dul
a steaċ, acht Peadar, agus Séumus, agus
Eóin, agus aṫair agus máṫair an ċailin.
52. Agus do bádar cáċ uile a gul,
7 dá cáoineaḋsa; acht a dubhairt seision,
ná guil: ni bfuil sí marb acht na cod-
laḋ.
53. Agus do riñeadarsan fonoṁaḋ
faói, tré go raib a ḟios aca go raib
sí marb.
54. Agus ag cur ċáiċ uile amaċ
dósan, agus ag breiṫ ar a láiṁ, do
éiġ sé ag ráḋ; a ċailin éiriġ.
55. Agus táinic a spioraḋ a ris
inte, agus déiriġ sí ar an mball: a-
gus do aiṫin sé biaḋ do tabhairt dí.
56. Agus do ġab uaṫbás a haṫair
agus a maṫair: giḋeaḋ do aiṫin seision
díob gan an ní do riñeaḋ dinnisin do
duine ar biṫ.

## Caib. 9.

* Math.10. 1. Agus * ag gairm a ḋá ḋeis-
ciobal ḋéġ ḋó, tug sé neart
agus cumaċta ḋóiḃ ar na
huile ḋeaṁnuiḃ, agus ar es-
láintiḃ do leiġeas.
2. Agus do ċuir sé iád do ṡean-
móir ríoġaċta Dé, agus do leiġeas na
ndaoine eslán.
3. Agus a duḃairt sé riú, ná beiriḋ
ní ar biṫ liḃ ċum na sliġeḋ, bataiġe,
ná tiaċ lóin, ná arán, ná airgeaḋ: ná
bíoḋ ḋá cóta aguiḃ.
4. Agus gíḋ bé ar biṫ teaċ an a
raċṫaoi a sdeaċ, gur ab ann sin fanfaoi,
agus gur ab as raċṫaoi amaċ.
5. Agus gíḋ bé naċ ngéuḃuiḋ ċuca
siḃ, ag ḟaġbáil na caiṫreaċa sin ḋóiḃ,
craiṫiḋ fós an luaiṫreaḃán ḋá ḃur
gcosaiḃ mar ḟiaḋnuise na naġaiḋ.
6. Agus do imṫiġeadarsan, agus
do ġabadar timċeall na mbailteaḋ ag
déanaṁ seanmóra agus ag leiġeas ann
gaċ uile ball.
* Math.14. 1. 7. * Agus do ċualaiḋ Ioruáit an
Tetrarca gaċ uile ní ḋá ndearnaḋ leis-
sion, agus do bí sé a namarus, do
ḃriġ go ndubradar daoine áiriġe, gur
éiriġ Eóin ó ṁarḃuiḃ.
1. Agus daoine eile, gur foillsiġ
Elias é féin; agus daoine eile, gur
eiséiriġ fáiġ éigin do na sean-ḟáiġiḃ.
9. Agus a duḃairt Ioruáit, do ḃean
misi a ċeann Eóin: agus cia hé so ar
a gcluinim a leiṫéide so? agus do iárr
sé eision dfaicsin.
10. Agus ar bfilleaḋ do na habsdal-
uiḃ dinnseadar dósan gaċ ní ḋá ndearna-
* Math. 14. 13. dar, * agus ar na mbreiṫ leis dó, do
ċuaiḋ sé fá leiṫ ar ḟásaċ na caiṫreaċa
ḋá ngoirṫear Betsáida.
11. Agus an tan do aiṫin an pu-
bal sin, do leanadar é: agus ar na
ngabáil ċuige dó, do labair sé riú a
a dtimċeall ríoġaċta Dé, agus do slá-
nuiġ sé an ċuid dioḃ ar a raiḃ uireas-
buiḋ leiġis.
* Math.14. 15. 12. * Agus do bí an lá ag dol
ṫárrsa, agus tangadar an ḋá ḟear
ḋéag ċuigesion, agus a dubradar ris,
léig uáit an sluaġ ionnus go nimṫeo-
ċaidis fa na bailtiḃ, agus fán tír do
leaṫnuġaḋ, agus dfaġáil biḋ: óir a
támoid ann so a náit fásaṁuil.
13. Agus a duḃairt seision riú, taḃ-
raiḋsi ní lé na iṫe ḋóiḃ. Agus a duḃ-
radarsan, ní ḃfuil ní is mó aguinn ná
cúig aráin, agus ḋá iasg, ar muna
dteimis do ċeannaċ biḋ don pobal so uile.
14. Oír do ḃádar a dtimċeall cúig
míle fear: agus a duḃairt seision ré na
ḋeisciobluiḃ, cuiriḋ na suiḋe iád na
gcaogaiḃ agus na gcaogaiḃ.
15. Agus do rinneadarsan amlaiḋ,
agus do ċuireadar na suiḋe iád uile.
16. Agus ar ngaḃáil na gcúig
narán agus an ḋá iasg ḋósan, agus
ar bfeaċain suas ar neaṁ, do ḃeannuiġ
sé iád, agus do ḃris sé, agus tug
sé ḋá ḋeisciobluiḃ [iád] do ċum go
gcuirfidis a bfiaḋnuise an pubail [iád.]
17. Agus a duádar, agus do sa-
saiġeaḋ iád uile: agus do tógḃaḋ ḋá
ċliaḃ ḋéag do ḃiaḋ bruise do bí dfuiġ-
ioll aca.
18. * Agus tárla an tan do bí * Math 16. 13.
sé na aonar ag déanaṁ urnuiġe, go ra-
badar a ḋeisciobuil na ḟoċair: agus
gur ḟiafruiġ sé dioḃ, ag ráḋ; créd a
deir an sluaġ, cia misi?
19. Agus do ḟreagradarsan agus
a dubradar; Eóin baisde: agus cuid
eile Elias: agus cuid eile gur éirġe
fáiġ éigin do na sean-ḟáiġiḃ a ris.
20. Agus a duḃairt seision riú, as
créd a deirtaoisi, cia mé? agus ar
bfreagra do Ṗheadar a duḃairt sé; Crío-
sd Dé.
21. Agus ar ndéanaṁ bagar orrṫa
dó, do aiṫin sé dioḃ gan so dinnsin do
duine ar biṫ:
22. * Ag ráḋ gur ab éigin do ṁac * Math. 17. 22.
an duine mórán dfulang, agus a diul-
taḋ ó na sinnsearuiḃ, agus ó uáċdaránuiḃ
na sagart, agus ó na sgriobuiḋiḃ,
agus bás dfulang, agus éirġe an
treas lá.
23. * Agus a duḃairt sé riú uile; * Mat. 10. 38.

maḋ

mad áill re héinneaċ misi do leanṁuin, diúltaḋ sé dó féin, agus tógḃaḋ sé a ċros gaċ lói, agus leanaḋ sé misi.

24. Oir giḋ bé lér ab áill a anam do ṡlánuġaḋ, caillfiḋ sé é: agus giḋ bé ċaillfeas a anam ar mo sonsa, a sé so ṡláineoċas é.

*Math.16. 25. * Oir créd é a tarḃa do ḋuine
25. Marc. dá ngnóṫuiġeaḋ sé an doṁan uile, agus
8.36. go gcaillfeaḋ sé, nó go léigfeaḋ sé a
muġa é féin?

*Math.10. 26. * Oir giḋ bé le buḋ nár misi
33. agus mo ḃriaṫra, buḋ nár le mac an duine eision, an tráṫ ṫiocfas sé an a ġloir féin, agus aṫar, agus na naingeal naoṁṫa.

*Math.16. 27. * Agus a deirim riḃ go firin-
28. neaċ, go ḃfuilid cuid don ṁuintirsi atá a láṫair an so, naċ blaisfiḋ bás no go ḃfaicfiḋ rioġaċd Dé.

*Mat.17.1. 28. * Agus tárla, a dtimċeall oċt lá tar éis na mbriaṫarsa, ar mbreiṫ Pheadair, agus Eóin, agus Sheumuis, leis dó go ndeaċaiḋ sé suas ar sliaḃ do ḋéanaḋ urnuiġe.

29. Agus tárla ag déanaṁ urnuiġe dó, gur haṫruiġeaḋ fioġair a aiġṫe, agus go ndearnaḋ a éadaċ geal deallruiġeaċ.

30. Agus féuċ, do ḃádar dias fear ag coṁráḋ ris, mar atá Maóisi agus Elias.

31. Noċ do coṁċas a ngloir, agus do ṡoillsiġ a bás, do ḟuileongaḋ sé a Niarusalém.

32. Agus do ḃi codlaḋ trom ar Pheadar agus ar a ndrong do ḃi na ḟarraḋ, agus an tan do ḋúisgeadar, do ċonncadar a ġloirsion, agus an dias fear do ḃi na seasaṁ na ḟoċair.

33. Agus tárla agá ḟágḃáil dóiḃ, go nduḃairt Peadar re hiosa, a ṁaiġistir, is maiṫ sinne do ḃeiṫ an so: agus déanam tri boṫa, boṫ duitsi, agus boṫ do Ṁhóisi, agus boṫ Dhelias: gan fios aige créd a duḃairt sé.

34. Agus an tan a duḃairt sé so, táinic néull agus do ṫeilg sé sgáile orrṫa: agus do ġaḃ eagla iádsan an tan do ċuadar an sa néull.

35. Agus táinic guṫ as a néull, ag ráḋ: ag so mo ṁac gráḋaċsa, éisdiġ ris.

36. Agus ar dteaċt don ġuṫsin, do friṫ Iósa na aonar: agus do ḃádarsan na dtoċd, agus nior innisiodar d'aondhuine an sna laeṫiḃsin ni ar biṫ dá ḃfacadar.

37. * Agus tárla an lá na diáig- *Math.17.
sin, ar ndul sios don tsliaḃ dóiḃ, go 14.
dtárla sluaġ mór airsion:

38. Agus féuċ, do éiġ neaċ don tsluaġ, ag ráḋ; a ṁaiġistir, áilim ort, féuċ ar mo ṁac: oir a sé mainġein é.

39. Agus féuċ, beiriḋ an spiorad é, agus éiġiġ sé go hoḃann, agus tairrngiḋ sé as a ċeile é ag cur ċuḃair amaċ, agus is ar éigin fágḃas sé é tar éis a ċommbruġaḋ.

40. Agus diárr mé ar do deisciobluiḃsi a ċur as: as nior ḟéadadar.

41. Agus ar ḃfreagra do Iósa a duḃairt sé; a ċineaḋ miċreidmeaċ, claon, gá fad fós biás mé agaiḃ, agus fuileongas mé siḃ? taḃair do ṁac lear an so.

42. Agus ag teaċt ċuige dó, do ḃuail an deaṁan fán talaṁ é, agus do ṫairrng sé as a ċeile é: agus do imdeaṁg Iósa an spiorad neaṁġlan, agus do leiġis sé an leanaḃ: agus tug sé dá aṫair féin é.

43. Agus do ġaḃ uaṫḃás các uile tré ṁórḃas Dé. Agus ar mbeiṫ ag déanaṁ iongantais dóiḃ uile an gaċ uile ni dá ndearnaiḋ Iósa, a duḃairt sé re na ḋeisciobluiḃ.

44. * Taisgiḋ na briaṫrasa ann *Math.17.
ḃar gcluasaiḃ: óir tiocfuiḋ ċum criċe 22.
go dtioḃartar mac an duine a láṁuiḃ na ndaoine.

45. As nior ṫuigeadarsan an coṁráḋsa, agus do ḃi sé ar na ḟolaċ uáṫa, ionnas nar airiġeadar é, agus do ḃi eagla orrṫa ceisd do ċur air ión a dtimċeall an ċoṁráiḋ sin.

46. * Agus déiriġ díospóireaċd e- *Mat.18.1.
tarra cia ḋioḃ féin buḋ mó. Mar.9.34.

47. Agus

47. Agus ar bhfaicsin smuaintighe a gcroidhe Iosa, do ghab sé lenab chuge agus do chuir sé na aice féin é.

48. Agus a dubhairt sé riu; gidh bé ghéubhas chuge an lenab so a mainmsi, is misi ghabhas se chuge: agus gidh bé ghéubhas misi chuge, gabhaidh se chuge an té do chuir uaidh mé. Oir gidh bé is lugha eadraibhsi uile, biaidh sé mór.

*Mar. 9. 38 49. * Agus ar bhfreagra Dhéoin a dubhairt sé; a mhaighistir, do chunncamne duine éigin ag teilgean deaman a mach ad ainmsi, agus do toirmeasgamar é, ar son nach leanann sé sinne.

50. Agus a dubhairt Iosa riu; ná toirmisgidh é: óir gidh bé nach bhfuil ar naghaidh, ata sé linn.

51. Agus tárla an tan do comhlíonadh laéthe a nglacthaidh suas é, gur chuir sé roimhe dul go Hiarusalém.

52. Agus do chuir sé teachtaire roimhe: agus ar nimtheacht dóibh do chuadar a steach a mbaile na Samáritánach, do chum go ndénaidís ullmhughadh roimhesion.

33. As mór ghabhadarsan chuca é, ar son go raibh a aghaidh mar biadh sé dul go Hiarusalém.

54. Agus an tráth do chuncadar a dheisciobuilsion Séumas agus Eóin so, a dubhradar; a Thighearna, a naill leat go nabramaóis teine do theacht a nuas ó neamh dá losgadh súd, * mar do rinne Elias leis?

* 2 Riogh. 1. 10.

55. Agus ar gcasadh orrtha Iosa, do imdheargh sé iád, agus a dubhairt sé; ni bhfuil a fios agaibh, créd é an spioraid dár de sibh.

56. Oir ni táinic mac an duine do sgrios anmann na ndáoine, acht dá slánughadh. Agus do chúadar as sin go baile eile.

* Math. 8. 19. 57. * Agus tárla ar nimtheacht dóibh, go ndubhairt neach éigin risiomh ar a tslighe; leanfaidh misi thú, gidh bé háit ann a racha tú, a Thighearna.

58. Agus a dubhairt Iosa ris; ataid fúacháirighe ag na sionnchaibh, ⁊ neid ag énlaith a naéir: acht ni bhfuil áit ag mac an duine ann a gcuirfeadh sé a cheann fúi.

59. * Agus a dubhairt sé ré neach eile; leanfa misi: acht a dubhairt seision; a Thighearna, leig dhamh imtheacht ar tús agus m'athair dadhlacadh. * Math. 8. 21.

60. As a dubhairt Iosa ris; leig do na marbhaibh a marbh féin dadhlacadh: acht imthighsi agus fógair rioghachd Dé do seanmoir.

61. Agus mar an gcédna a dubhairt neach eile; leanfaidh misi thú, a Thighearna. acht leig dhamh ar tús, mo chead do ghabhail ag am muintir.

62. As a dubhairt Iosa ris; gidh bé neach chuireas a lámh ar an gcéchta, agus fhéchas na dhiaigh, ni bhfuil sé iomchubhaidh do rioghachd Dé.

## CAIB. 10.

AGus na dhiaigh so, * dórduigh an tighearna mar an gcédna deichneabhar agus trí fichid eile, agus do chuir sé na ndís agus na ndís roimhe féin iád dá gach uile chathraigh agus ionadh ann a raibh a theacht. *Math. 10. 1.

2. Ar a nadhbharsin a dubhairt sé riu; * is mór an fóghmhar, acht is beag an lucht oibre: guidhe sin guidhidh tighearna an fóghmhair lucht oibre do chur amach chum a fóghmhair féin. * Math. 9. 37.

3. Imthighidh, * féuch, ataimse dá bhur gcur uáim mar úana a measg madradh allta. *Math. 10. 16.

4. Ná hiomchraidh sbarán, ná tiach loin, ná bróga: agus ná beannaighidh do neach ar bith sa tslighe.

5. * Agus gidh bé tigh iona racthaoi a steach, abraidh ar tús, go raibh siothcháin don tighse. *Math. 10. 11.

6. Agus má bhionn mac na siothchána ann sin, do bhéuraidh bhur siothcháinsi comhnuidhe air: acht muna [raibh], fillfidh sí chugaibh féin a rís.

7. Agus fanaidh ar sa tighsin ag ithe agus ag ól na neitheann atá aca: oir is fiú an toibrigh a thuárasdal. Ná himthighidh ó thigh go tigh.

8. Agus gidh bé cathair ann a racthaoi

a

a stoċ, agus go ngéubaid siád sib,
itiḋ na neiṫe ċuirfid siád ann bar bfi-
aḋnuisi.
9. Agus slánaiġiḋ na heaslain biás
innte, agus abruiḋ riú, do ḋruid rioġaċ
Dé rib.
10. Agus giḋ bé caṫair ann a raċ-
taoi a stoċ, agus naċ géubuid siád
sib, ar ninteaċ dóib amaċ ar na srái-
dib, abruiḋ:
11. Craiṫmid dinn an bur naġaiḋ
go fiú an luaiṫriḋ do lean dinn as bur
gcaṫruiġ: as ċeana bioḋ a ḟios so
aguib, gur ḋruid rioġaċ Dé rib.
12. Agus a deirim rib, go maḋ
socamluiġe do na Sodomaċaib an lá
úd ná don ċaṫraiġsin.
*Math.11. 21. 13. * Is anbaoibinn duit a Chorázin,
is anbaoibinn duit a Bheṫsáida: oir dá
maḋ a dTírus agus a Sidon do deantaoi
na miorbuile do rinneaḋ ionnaibsi, is fada
ó do dénaidis aiṫriġe na suiḋe a ndoaċ
roin agus a luaiṫreaċ.
14. Ar a naḋbarsoin buḋ socam-
luiġe do Ṫhírus agus do Shídon ann sa
breiṫeamnus ná dáoibsi.
15. Agus tusa a Chapernáum
atá ar do tógbáil suas go neaṁ, teilg-
fiotear síos go hifearn tú.
*Math.10. 40. 16. * Giḋ bé éisdeas ribsi, is ri-
omsa éisdeas sé: agus giḋ bé beir ne-
iṁċion oruibsi, is oramsa do beir sé
neiṁċion: agus giḋ bé beir neiṁċion
oramsa, is ar an té do ċuir úaḋ mé do
beir sé neiṁċion.
17. Agus do ḟilleadar an deiṫne-
bar agus trí ficid maille lé gáirdeċ-
as, ag ráḋ; a tiġearna, ataid na
deaṁuin féin fá smaċt aguinne tréd
ainmsi.
18. Agus a dubairt seision riú; do
ċonnairc mé Sátan mar ṫeinteaċ ag tuitim
ó neaṁ.
19. Féuċ do beirim dib cumasa
saltairt ar na haiṫreaċaib nime agus
ar na scorpiónuib, agus ar uile neart
náṁad, agus ni ġoirteóċaiḋ éin ni
sib.
20. As ċeana na bioḋ gáirdeaċas
oruib ar son go bfuilid na spioraidi-
ḋe fá bur smaċt: aċt go maḋ mó biás
gáirdeaċas oruib fá go bfuilid bur nan-
manna sgriobṫa ar neaṁ.
21. Ar a núairsion féin do ġab
gáirdeaċas iona spioraid Iósa, agus
a dubairt sé: do beirim buiḋeaċas duit
a aṫair, a tiġearna neiṁe agus talman,
trí gur ḟoluiġ tú na neiṫesi ó ḋaoinib
eaġnuiḋe agus glioca, agus gur noċt
tú iad do naoiḋeanánuib: a seaḋ a aṫair,
tré gur ab mar sin do buḋ toil leat
féin é.
22. Atáid na huile neiṫe ar na
dtabairt damsa óm aṫair: agus ni bfuil
a ḟios ag éinneaċ ciá hé an mac, aċt ag
a naṫair: agus ciá hé an taṫair, aċt ag
an mac, agus an té dá dtoigéora an
mac a noċtaḋ.
23. Agus ar bfilleaḋ ċum a deis-
ciobal, a dubairt sé fá leiṫ riú, * is *Math.13. 16.
beannaiġṫe na súile do ċi na neiṫe do
ċiṫisi.
24. Oir a deirim rib, gur ab ioma
fáiġe agus riġṫe lear mián na neiṫe
do ċiṫisi dfaicsin, agus ni facadar:
agus na neiṫe do ċluinti do ċluinsin,
agus ni ċualadar.
25. Agus féuċ, déiriġ fear dliġe
áiriġe na seasam, ag cur ċaṫaiġṫe air-
sion, agus ag ráḋ: * a maiġisdir, *Math.22. 35.
créd do dénaim ionnus go bfuiġinn an
beaṫa maṫarnaċ doiġreaċt?
26. As a dubairt seision ris; créd
a tá sgriobṫa ann sa dliġeaḋ? cionnas
léiġeas tú?
27. Agus ar bfreagra dósan a
dubairt sé; gráḋeóċuiḋ tú do tiġearna
Dia féin as do ċroiḋe uile, agus as
t'anam uile, agus as do ḃrioġuib uile,
agus as do smúaintiġṫib uile: agus
do ċomarsa mar tú féin.
28. Agus a dubairt seision ris, as
dirreaċ do ḟreagair tú. Déana so, agus
mairfiḋ tú.
29. As ar mbeiṫ dósan fuṅmar
a ḟírinntas féin do ṫaisbénaḋ, a dub-
airt sé re Iosa; maseaḋ ciá hé mo
ċomarsa?
30. Agus ar bfreagra Iosa a
dubairt sé; do ċuaiḋ duine áiriġe síos
ó

ó Ierusalem go Iericho, agus tárla a measg biotáṁnaċ é, do ſlad agus do loit é, agus do imṫiġ rompa ar na ḟagbáil leaṫṁarb.

31. Agus tárla tré ċinneaṁain gur ġab sagart áiriġe síos sa tsliġe sin: agus ar na ḟaicsin sion dó, do gabh sé ṫairis don taoiḃ eile don tsliġe.

32. Agus mar an gcédna Leuita a teaċt cum a nionaid sin, ar na ḟaicsin dó, do ġab sé ṫairis don taoiḃ eile.

33. Agus ar mbeiṫ ag gabáil na sliġeaḋ do Shamaritánaċ áiriġe, táinic sé mar a raiḃ seision, agus ar na ḟaicsin do ġab truáiġe ġéar dó é.

34. Agus ar ndruid ris do ċeangail sé a ċneaḋa, ag dórtaḋ ola agus ḟíona ionnta: agus ar na ċur ar a ainmiḋe féin dó, rug sé leis go tiġ ósda é, agus do ġab sé cúram na ṫimċeall.

35. Agus ag imṫeaċt dó lá ar na ṁáraċ, do ḃean sé dá piġinn amaċ agus tug sé don ósdóir iád, agus a dubhairt sé ris; bíoḋ cúram agad fan ḟearso: agus gíḋ bé ċaiṫfeas tú as a ċionn so, an tráṫ ḟillfeadsa, do ḃéara mé ḋuit é.

36. A nois cia don triúrsa breaṫnaiġeas tusa do ḃeiṫ na ċomharsain ag an tí úd tárla a measg na mbiotáṁnaċ.

37. Agus a dubhairt seision an tí úd do rinne trocaire air. Ar a naḋbharsoin a dubhairt Iosa ris; imṫiġsi, agus déana mar an gcédna.

38. Agus tárla ag imṫeaċt dóiḃ, go ndeaċaiḋ seision go baile áiriġe: agus go rug bean áiriġe dar bainm Marṫá dá tiġ féin é.

39. Agus do bí dearbhṡiúr aicesi dá ngoirṫí Muire, agus ar suiḋe ḋi ag cosaiḃ Iosa, do bí sí ag éisdeaċt ré na briaṫraiḃ.

40. Agus do bí Marṫá lán do ċúram ré hiomad frioṫolaiṁ: agus ag seasaṁ ḋi a dubhairt sí: a ṫiġearna, an é nach meirde leat mar ḋfág mo dearbhṡiúr misi am aonar ag frioṫolaṁ? ar a naḋbharsin abair riá cungnaṁ riom.

41. Agus ar bhfreagra Iosa a dubhairt sé ria: a Marṫá, a Marṫá, atá tú ro ċúramaċ, agus buaiḋrid tú ṫú féin fá ṁórán do neiṫiḃ:

42. Aſ ċena ein ni a ṁain atá riaċtanach: rug Muire an ċuid ṁaiṫ do roġain, naċ bhfuiġṫear uáiṫe.

## CAIB. XI.

Agus tárla an tan do bí sé ag déanaṁ urnaiġe a náit áiriġe, mar do sguir sé, go ndubhairt fear áiriġe dá deisciobluiḃ ris; a ṫiġearna múin dúinne urnaiġe do ḋéanaṁ, amail agus mar do ṁúin Eoin dá deisciobluiḃ féin:

2. Agus a dubhairt seision riu; a nuair do ḋéantaoi urnaiġe, abraiḋ; * Ar naṫair atá ar neaṁ, naoṁṫar hainm: tigeaḋ do rioġaċd: déantar do toil ar an talaṁ, mar atá ar neaṁ. *Math.6.9

3. Ar narán laeṫeaṁail tabhair dúinn gaċ laoi.

4. Agus maiṫ dúinn ar bpeacaiḋ, óir maiṫmidne da gaċ aon atá a bhfiaċa orainn: agus ná leig sinn a ccaṫugaḋ, aċt sáor inn ó olc.

5. Agus a dubhairt sé riu, cia agaibhsi agá mbiaḋ cara, agus go raċaḋ sé ċuige a meaḋón oiḋċe, agus go naibeóraḋ sé ris; a ċara, tabhair trí harán dam ar iasaċd:

6. Oir ṫáinic cara dam as a tsliġe am ionnsuiġe, agus ní bhfuil éinni agam do ċuirfinn na ḟiaḋnuisi?

7. Agus go bhfreigeóraḋ seision a stoiġ, agus go naibeóraḋ sé: ná cuir buaiḋreaḋ orm: atá glas ar a ndoras a nois, agus atáid mo ċlann am ḟoċair sa tseómra: ní ḟéadaim éiriġe agus a ṫabhairt duit.

8. A deirim riḃ, ar néiriġe dó dá mbeiṫ naċ ttiobhraḋ sé sin úaḋ, ar son gur cara dó é: giḋeaḋ go firinneaċ ar son a liosdaċta do éireóċaḋ sé, agus do ḃéaraḋ sé dó an méid do biaḋ do riaċtanus air.

9. Agus a deirimsi riḃ, * iarraiḋ *Math.7.7

agus

agus do ḃéarthar dóiḃ: lorgaigh agus do ġeḃthaoi: buailidh an doras, agus oisgeóltar dóiḃ.

10. Oir gidh bé iarras, glacaidh sé: agus gidh bé do ní lorgaireachd, do ġeiḃ sé: agus oisgéoltar don té buáilios an doras.

*Mat.7.9. 11. * Agus cia agaiḃsi atá ar a niarrfadh a ṁac arán, do ḃéaradh cloċ dó? nó dá niarradh sé iasg, do ḃéaradh naṫair nime a nionad éisg dó?

12. Nó mar an gcéadna dá niarradh sé uġ, an dtiobradh sé scorpión dó?

13. Ar a nadḃarsin más eól dáoiḃsi atá mbeiṫ go holc, tiodhlaice maiṫe do ṫaḃairt da ḃur gcloinn, an é nac mó ná sin ḃéaras ḃur naṫair ó neaṁ an spiorad naoṁ don druing iarrfas air é?

14. Agus do ḃí sé ag teilgean deaṁain amaċ do ḃí balḃ: agus tárla ar ndul don deaṁan amaċ, gur laḃair an balḃán, ⁊ do ġaḃ iongnadh an sluaġ?

15. Agus a duḃairt dream aca san,
*Math. 9. 34. & 12. 24 * is trí Bheelsebub prionnsa na ndeaṁan teilgeas sé amaċ na deaṁna.

16. Agus dream eile ag cur caṫuiġṫe air, do iarradar comarṫa ó neaṁ air.

17. Agus ar bḟaicsin a smuaintiġṫe dóiḃsean, a duḃairt sé riú, gaċ rioġaċd bíos roinnte na haġaidh féin, do níṫear fásaċ di: agus an tiġ bíos roinnte na aġaidh féin, tuitidh sé.

18. Agus mar an gcéadna dá raiḃ Satan roinnte na aġaidh féin, cionnas seasfas a rioġaċd na seasaṁ? oir a deirṫi gur ab trí Bheelsebub teilgimsi amaċ na deaṁain.

19. Agus más trí Bheelsebub sgriosaimsi na deaṁna, cia trés sgriosaid ḃur gclannsa iad? ar a nadḃarsin béid siadsan na mbreiṫeaṁnaiḃ oraiḃsi.

20. Ar ċeana más le méur Dé teilgimsi amaċ na deaṁain, gan ċunntabairt táinig rioġaċd Dé ċuguiḃsi.

21. An tan ċoiṁdeas duine láidir armálta a ċúirt féin, atá a bfuil aige a siocċáin:

22. Ar an tráṫ tig duine is neartṁuire ná é, beiridh sé buaidh air, agus tógḃaidh sé leis a uile armáil ar ar ċuir sé a ṁuiniġin, agus roinnidh sé a ċóáil.

23. An té naċ bḟuil leamsa, atá sé am aġaidh: agus gidh bé naċ ccruinniġeann leamsa, scabaraidh sé.

24. * An tráṫ imṫiġeas an spiorad neaṁġlan as duine ar biṫ, imṫiġ sé trí ionadaiḃ tiorma, ag iarraidh suaimnis: agus an tráṫ naċ bḟaġann sé sin, a deir sé, fillfidh mé dom ṫiġ féin ó dtáinic mé. *Math.12. 24.

25. Agus ar dteaċd dó, do ġeiḃ sé ar na sguabadh agus ar na deaġmaisiġaḋ é.

26. Imṫiġidh sé an sin agus beiridh sé leis seaċd spioraide eile is measa ná é féin, agus ar ndol a steaċ dóiḃ do níd comnaiḋe ann sin: agus is measa deireaḋ an duine sin, ná a tosaċ.

27. Agus tárla agá ráḋ so dó, gur árduiġ bean áiriġe don tsluaġ a guṫ, agus go nduḃairt sí; as beannaiġṫe an broinn do iomċuir tú, agus na cíoċa do diuġail tú.

28. Agus a duḃairt seision; as as beannaiġṫe an dream éisdeas briaṫar Dé, agus coiṁéudus é.

29. * Agus an tan do cruinniġ an sluaġ ċuige, do ṫionsgain sé a ráḋ; *Math.12. 38.
as olc an cineaḋ so: iarraidh sé comarṫa agus ní tiubarṫar comarṫa dó: aċ comarṫa Iónas fáiḋ.

30. Oir amail do ḃí Iónas na comarṫa do ṁuinntir Niniue, as mar sin biás mac an duine mar an gcéudna don ċineaḋso.

31. Eireóċaiḋ bainrioġan an taoiḃe ó dheas a mbreiṫeaṁnus maille ré daoiniḃ an ċinidsi, agus daimneóċaiḋ sí iad: oir táinic sisi ó leiṫimliḃ na talman déisdeaċd ré heagna Sholaiṁ: agus féuċ atá [duine] as mó ná Solaṁ ann so.

32. Eireóċaid lucd Niniue a mbreiṫeaṁnus maille ris an gcineaḋso, agus daimneóċaid é: oir do rinneadarsan aiṫrighe ag seanmóir Iónas: agus féuċ, atá [duine] as mó ná Iónas ann so.

*Mat.5.15 33. *Ni lasann duine ar bith coinneall chum a cur a bfolach nó fúi bhuiséul, acht a gcoinnleóir: ionnus go bfaicfidis an dream thig a steach an solus.

*Mat.6.22 34. *As í an tsúil solus an chuirp: ar a nadhbharsin an uair bhias do shúil glan, biaidh do chorp uile soillseach: acht dá raibh do shúil go holc, biaidh do chorp mar an gcéadna dorcha.

35. Dá bhrígh sin tabhair aire riot nach biaidh an solus atá ionnad na dhorchadus.

36. Ar a nadhbharsin dá raibh do chorp uile soillseach gan chuid de dhorcha biaidh an tiomlán soillseach, amhail mar dhealruigheas coinneal thú ré na soillse.

37. Agus tar éis na mbriáthar sa do labhairt dó, do chuir Pharisíneach áirighe impidhe air, a dhinnéar do chaitheamh na fhochair: agus ar ndul a steach dósan do shuidh sé chum bídh.

38. Agus an tan do chonnairc an Pharisíneach [sin], dob iongnadh leis nár ionnail sé ar tús roimh dhinnéar.

*Mat.23.25 39. *Agus a dubhairt an tighearna ris; go deimhin do ní sibhse a Fharisínecha an taobh amuigh don chupan agus don mhéis glan: acht atá an taobh a stigh dhíbh lán do shracaireachtas agus dolc.

40. A dhaoine gan chéill, a né nách é an tí do rinne an taobh a muigh, do rinne an taobh a stigh mar an gcéadna.

41. Ar a nadhbharsin tabhruidh déirc uáibh do na neithibh atá a láthair agaibh: agus féuch, biaidh na huile neithe glan dibh.

42. Acht is anaoibhinn dáoibh a Fharisínecha, do bhrígh go ngabhthaoi deachmhaidh an mhiontuis, agus na ruibhe, agus na huile luibhean: acht gabhthaoi thar breitheamhnus agus ghrádh Dé. Do budh cóir iád so do dhéanamh, agus gan iádsúd do leigean gan déunamh.

*Mat.23.6 43. *As anaoibhinn dáoibh a Fharisínecha: oir as ionmhuin libh an céud ionad suidhe ann sna Sionagógaibh, agus fáilteadha ar na margadhaibh.

44. As anaoibhinn dáoibh a sgríobhuidhe agus a Fharisínecha, a lucht a bhfúarchrábhaidh: oir atáthaoi mar thuámuidhibh nách bfaicthear; agus nách aithne do na dhaoinibh siubhlas orrtha.

45. Agus ar bhfreagra do dhuine áirighe don lucht dlighe a deir ré ris; a mhaighisdir, agá rádh so duit, do beir tú masla dhúinne fós.

46. *As a dubhairt seision; as *Mat.23.4 anaoibhinn dáoibhsi leis a lucht dlighe, oir curthaoi ualuighe dóiomchuir ar na dáoinibh, agus ní bheanthaoi féin ris na hualaidhibh lé háon dá bhur méuraibh.

47. *As anáoibhinn dáoibh: oir *Mat.23.29. tógthaoi tuámuidhe na bfáidheadh, agus a siád bhur naithreacha do mharbh iád.

48. Go deimhin do níthi fiádhnuisi go moltáoi gnióvartha bhur naithreach: oir do mharbhadarsan iád, agus do nithise tuámuidhe dóibh.

49. Ar a nadhbharso a dubhairt eagna Dé, cuirfe mé fáidhe agus absdail chuca, agus muirbhfid siád agus géurleanfuid cuid díobh.

50. Do chum go leanfuidhe ar an gcinneadhsa fuil na bfáidheadh uile do dóirteadh ó thús an domhain.

51. O *fhuil Abéil go fuil Shacharias, do marbhadh eidir an naltóir agus *Gein.4.8 an teampoll: go firinneach a deirim ribh go leanfuighear é ar an gcineadhso.

52. *As anáoibhinn dáoibh a lucht *Mat.23.13. dlighe: oir rugabhair libh eochair a néolais, ní dheachabhair féin a steach, agus do thoirmisgeabhair an dream do bhí ag dul a steach.

53. Agus a nuáir a dubhairt sé na neitheise riú, do thionnsgnadar na sgríobhuidhe, agus na Pharisínigh cosbóid ghéur do dhéanamh ris, agus a thabhairt air labhairt ar mhórán do neithibh;

54. Ag luigheachán air, agus ag iárraidh neithe éigin do ghreamughadh as a bhéul, ann a naigeóraidis é.

---

## Cáib. 12.

Ia a námsin *ar mbeith do *Mat.16 chomhthional ro mhór ar na ccomhchruinniughadh, ionnus go rabhadar ag saltairt ar a chéile, do

do ṫionſgain ſé a ráḋ ré na deiſciobluiḃ ar tús: coimédaiġ ſiḃ féin ar laibin na bhPhairiſineċ, ġoon an ḟuarċráḃaḋ.

*Mat. 10. 26. 2. * Oir ni ḃfuil enni folaiġṫe nac dtiocfaiḋ ċum ſoillſi; ná ſeicreidġe, nac bfuiġṫer a ḟios.

3. Ar a naḋḃarſin giḋ bé neiṫe do labrabar a ndorċadus, cluinfiḋṫer iád ſa ſolus: agus giḋ bé ní do labrabar a gcluáis a ſeómraiḋiḃ uaigneċa, do dintar a ġairm ós na tiġṫiḃ.

*Mat. 10. 28. 4. Agus a deirim ribſe a* ċáirde, ná bioḋ egla na muintire oraiḃ máirbus an corp, agus na diáiġ ſin leis nac éidir ni ſa mó do dénam.

5. Aċt foillſeóċaiḋ mé dóiḃ cia ré a mbia bur negla: bioḋ egla an ti úd oraiḃ, agá bfuil cumaſa, tar éis [duine] a marḃaḋ, a ṫeilgen go hifern: a ſeḋ, a deirim riḃ, bioḋ egla ſo oraiḃ.

6. A né nac ccenaiġṫer cúig ġealbain ar dá ḟeóirling, agus ni bfuil eon aca ar dermad a bfiáḋnuiſe Dé?

7. Aċt fós atá gruág ḃar gcinnſe uile ar na comairem: ar a naḋḃarſin na bioḋ egla oraiḃ: as ferr ſibſe ná morán gelbann.

*Mat. 10. 32. & 2 Tim. 2. 12. 8. * Agus a deirim riḃ, giḋ bé ar biṫ aidmeóċus miſi a bfiaḋnuiſe na ndaoine: aidmeóċaiḋ mac an duine mar an gcédna eiſean, a bfiaḋnaiſi aingel Dé.

9. Aċt giḋ bé ſéanfus miſe a bfiaḋnuiſe na ndaoine, ſéanfuiḋer eiſean a bfiaḋnuiſe aingel Dé.

10. Agus giḋ bé laiḃeóras focal a naġaiḋ mic an duine, maiṫfiġṫer dó é: aċt ni maiṫfiġer don ti laiḃeóras blaiſpéime a naġaiḋ an ſpioraid naoiṁ.

*Mat. 10. 19. 11. * Agus an tan do béraid ſiád ſibh ċum na Sinagóg agus na nuaſaráin, agus na ndaoine gcumaſaċ, na bioḋ na ro ċúram oraiḃ cionnas no créd freagórṫaoi, nó créd a déarṫaoi.

12. Oir múinfiḋ an ſpiorad naoṁ dóiḃ ar a nuáirſin féin, na neiṫe is coir dáoiḃ do ráḋ.

13. Agus a dubairt óglaċ áiriġe don tſluáġ ris; a ṁaiġiſdir, abair rem derbraṫair a roinn an oiġreaċta do roinn rium.

14. Agus a dubairt ſeiſion ris; a duine, cia ċuir miſi ós bur gcionn am ḃreiṫem, nó am ranadóir:

15. Agus a dubairt ſé riú; féċaiḋ, agus ſeaċnaiḋ ſiḃ ar a tſaint. Oir ni a iomarcaiġ an tſaiḋbris atá ag duine ar biṫ, atá a beṫa.

16. Agus a dubairt ſé coſamlaċt riú, ag ráḋ: tug ferann duine ſáiḋbir áiriġe torad mór.

17. Agus do ſmuáin ſé ann féin, ag ráḋ: créd do déna mé? oir ni bfuil áit agam ann a gcruinneóċa mé mo ṫorṫaiġe.

18. Agus a dubairt ſé, do déna mé ſo: leagfaiḋ mé mo ſgioḃóil, agus toigeóbaiḋ mé ſgioḃóil bus mó ná iad: agus cruinneóċaiḋ mé mo ṫorṫa uile agus mo ṁaoin ionnta:

19. Agus a déara mé rém anam féin; a anaim, atá mórán máoine agad ar na gcur a dtaiſge fa ċoṁair mórán bliadan: gab do ċomnuiḋe, iṫ, iḃ, bi go ſúgaċ.

20. Agus a dubairt Diá ris; a amadáin, a noſ féin iárrfaiḋ ſiad hanam ort: agus cia bus leis na neiṫe do ſoláṫair tú?

21. Is mar ſin atá an té ċruinniġeas ionnmus do féin, agus nac bfuil ſáiḋbir a nDiá.

22. Agus a dubairt ſé ré na deiſciobluiḃ; uime ſo a deirim ribſi, * ná bioḋ ro ċúramaċ fá bur mbeṫa, créd é an ni ioſdáoi; ná fá bur gcorp, créd é an ni ċuirfi umaiḃ. *Mat. 6. 25.

23. As mó an tanam ná an biáḋ, agus an corp ná an tédaċ.

24. Tabraiḋ dá bur naire ná fiaċain, oir ni ċuirid ſiád ſiól, agus ni buainid ſiád: agus ni bfuil tiġ ſdóruiſ na ſgioból aca, agus beaṫaiġ Diá iád: agus a né nac ferr ſibhſi go mór ná na héanlaiṫ?

25. Aċt cia agaibhſi lé na iomad cúraim ḟéadas áon banlam a ṁéad do ċur ar áirde féin.

26. Ar a naḋbharſin muna bfuil ar bhur gcumas an ni as luġa, créd

fá bhfuil cúram na neithe eile oraibh?

27. Tabhraidh dá bhur nuidh na lilidhe, cionnas fásaid siád: ni dhénuid siád saothar, agus ni sníomhuid siád; as a deirim ribh, nach raibh Solamh féin ann a ghlóir uile ar na cóirughadh mar áon díobh so.

28. Agus má chóirighenn Diá mar sin an fér atá a niu ar an machaire, agus chuirthear a márach ann sa núamhaidh: a né nach mó ná sin do dhéna sé díbhse, a lucht an chreidimh bhig?

29. Ar a nadhbharsin ná fiafruighidhi créd iosdáoi, nó créd iobhtháoi: agus na bithi amharusach.

30. Oir a siád na neithesi uile iárraid cinidhecha an domhain: as atá a fios ag bhur nathairse go bhfuil a riachdanas so oraibh.

31. As chena iárruidhsi rioghachd Dhé, ⁊ teilgfidhther na neithesi uile chuguibh.

32. Ná biodh egla ort a thréd beg: oir a si toil bhur nathar rioghachd do thabhairt dáoibh.

33. Reacaidh a bhfuil aguibh, agus tabhruidh déirc úaidh: * dénuidh sparáin
*Mat. 6. 20
díbh féin, nach racha a naorsaidhes, ciste ar nach racha caithemh ar nemh, a náit nach dtig gaduidhe a ngar dhó, agus nach dtruáillenn an miol crion.

34. Oir gidh bé áit iona bhfuil bhur cciste, is ann sin fós bhias bhur gcroidhe.

35. * Bíodh bhur leasrach cengailte timchioll, agus bhur lóchrainn ar lasadh:
*1 Phead. 1. 13.

56. Agus sibh féin cosmhuil re dáoinibh ag fuireach re na dtighearna, gá húair do fillfedh sé ón pósadh, ionnas ar dteacht agus ar mbuáladh an doruis dhó, go noisgeólaois gan fuireach.

37. Is beannaighe na searbhfoghantaidhe úd, do gheibh an tighearna ag dénamh faire an tan do thig sé: a deirim ribh go firinneach, go gcengalfuidh sé é féin timchioll ⁊ go gcuirfidh se iád san na suidhe, agus ar dteacht amach dhó go ndén-uidh sé friothólamh dóibh.

38. Agus má thig sé sa dara faire, ⁊ má thig sé sa treas faire, ⁊ go bhfuighe sé mar sin [iád,] is beannaighe na searbh-foghantuighe sin.

39. * As bíodh a deimhin só aguibh, dá mbeith a fhios ag fear an tighe, cia a núair a dtiocfadh an gaduighe, go ndénadh sé faire, agus nach bhfuileóngadh sé a thigh féin do thollodh thrid.
* Mat. 24. 43.

40. Agus ar a nadhbharsin bithisi ullamh. oir is ar a núair nach sáoltí, thiocfus mac an duine.

41. Agus a dubhairt Peadar ris; a thighearna, an linne a deir tú an cosamhlas so, nó fós re cách uile?

42. Agus a dubhairt an tighearna, cia atá na fheadhmannach firinneach glic, chuirfeas an tighearna ós cionn a mhuintire féin, ionnus go dtiobhradh sé a miosúr cruithneachta dóibh na am féin?

43. Is beannaighe an searbhfoghantuidhe úd, agá bhfuighe a thighearna an tan thiocfus sé, dá dhénamh mar sin.

44. Go firinneach a deirim ribh, go gcuirfe sé ós cionn a bhfuil aige é.

45. As má deir an searbhfoghantuighe úd ann a chroidhe féin, cuiridh mo thighearna a theacht a righnes: agus go dtionnsgónuidh sé gabháil ar na buá-chaillidh agus na cailinidh, agus bheith ag ithe agus ag ól agus ar meisge:

46. Tiocfa tighearna an tsearbhfo-ghantuighe úd sa lá nach sáoilenn sé é, agus ann sa núair nach bhfuil a fhios ai-ge: agus deilócaidh sé [uaidh] é, agus do bhéra sé a chuid dó a bhfochair na ndáoine gan chreidemh.

47. As an searbhfhoghantuidhe úd agá raibh fios tola a thighearna féin, agus nár ullmhuidh é féin, agus nach derna do réir a thola, géubhthar mó-rán air.

48. As an tí úd ag nách raibh a fhios, agus fós do rinne na neithe do thuill buillidhe, buáilfithear beagán air: oir gidh bé dár tugadh morán, iárrfuidhthear mórán air, agus gidh bé dár tugadh mórán a dtaisge, iárrfuidhthear ni sa mhó air.

49. Táinic misi do chur teinedh air a talamh, agus créd eile diárrfuinn má atá si ar na lasadh chena?

50. As is éigin damhsa mo bais-dedh le baisdeadh, agus créd a mhéd cu-

bruighthear

bhṡiġṫer mē, no go gcrioċnaiġṫer ē?
*Mat. 10. 34. 51. * An ſaoilti gur ab ċum ſioṫ-
ċána do ṫabhairt ar an dtalamh ṫáinic
miſi? a deirim riḃ nac eadh, acht ceannairce.
52. Oir ó ſo amaċ, béid cúiġear a
neinntiġ ar na roinn, triúr a naġaidh dei-
ſi, aguſ diaſ a naġaidh triúr.
53. Biaid an taṫair a naġaidh an
mic, aguſ an mac a naġaidh a naṫar:
an ṁaṫair a naġaidh na hinġine, aguſ a
ninġean a naġaidh na maṫar: aguſ ma-
ṫair an ḟir pósda a naġaidh a mná, aguſ
an bean pósda a naġaidh maṫar a fir.
54. Aguſ a dubhairt ſé mar an
*Mat. 16. 2. gcéadna riſ an bpobal: * an tan do
ċiṫi néull ag éirġe ón taoib a niar, a
deirṫi ar ball, atá cioṫ ag teaċt: a-
guſ iſ amhlaidh bhioſ.
55. Aguſ an tráṫ [do ċiṫi] an
ġaoṫ ó dheaſ ag ſéideadh, a deirṫi, biaid
teaſmaċ ann: aguſ bí ſé mar ſin.
56. A luſ an ḟuarċrábhaiġ, aſ eol
dóibh aġaid neime aguſ talman do
bhreaṫnuġadh: aſ cionnaſ naċ breaṫnaiġ-
ṫi a naimſire?
57. Aguſ créd fá naċ breaṫnaiġṫi
uaib féin créd iſ cóir ann?
*Mat. 5. 25. 58. * Aguſ fóſ an tan téid tú
réd eaſcaraid ċum a nuaſaráin, déna
do ḋíċioll an ſliġe ar tú féin do réiteaċ
uaid: deagla go dtarrongaid ſé ċum
an breiṫim tú, aguſ go dtiobhradh an
breiṫeaṁ don tſirriam tú, aguſ go
dteilgfeadh an ſirriam tú a bprioſún.
59. A deirim riot náċ dtiocfa tú
a maċ aſ ſin, no go níoca tú an fe-
oirlinn deiġeanaċ.

## CAIB. 13.

Aguſ fá namſin féin tangadar daoine áiriġe ċuige ag
innſin ſgéul dó taoib muinn-
tir na Galilē, ag ar meaſg
Pioláit a bfuil tríd a ni-
odbartaiḃ.
2. Aguſ ar bhfreagra dhóſa a
dubhairt ſé riú; an ſaoilti ſi gur ab mó
na peacaiġ na Galileaniġ ſi ná an
ċuid eile do na Galileanaċaiḃ, ar ſon
gur ḟulaingeadar a leiṫéide ſo?
3. A deirimſi riḃ, naċ mó: aſ mu-
na ndéantaoi ſi aiṫriġe, go ſgrioſfaid-
ṫear ſiḃ uile mar an gcéadna.
4. No an ſaoilti na hoċt bfir déag
úd, ar ar ṫuit an tor a Siloam, aguſ
ag ar marḃ ſé iad, gur mó na peacaiġ
iad ná gaċ aon duine eile dá raibh na
gcomnuiġe a Niaruſalēm:
5. A deirim riḃ naċ ar mó: aſ
muna ndéantaoiſi aiṫriġe, go ſgrioſ-
faidṫear ſiḃ uile mar an gcéadna.
6. Aguſ a dubhairt ſé an coſam-
laſſa; do bí crann fíge ag duine áiri-
ġe curṫa ann a fíneamhain: aguſ ṫáinic
ſé diarraidh toraid air, aguſ ni fuair.
7. Aguſ a dubhairt ſé riſ an ngár-
radóir; féuc, ataim re trí bliadhnaiḃ
ag teaċt diarraidh toraidh ar an gcrann
fíge ſi, aguſ ni faġaim: gearr ē: créd
fá gcunġmann ſé an fearann go neaṁtar-
baċ?
8. Aguſ ar bhfreagra dóſan a dub-
hairt ſé riſ; a tiġearna, leig dó ar an
mbliadhainſi mar an gcéadna, nó go rom-
raid mē na ṫimċeall, aguſ go gcuire
mē aoileċ faoi:
9. Aguſ má beir ſé toradh, [leig-
fid tú dó]: aſ muna dtuga, gearrfaidh
tú tar éiſ ſin ē.
10. Aguſ do bí ſé ag teagaſg a
Sinagóig áiriġe lá na ſábóide.
11. Aguſ féuc, do bí bean a laṫair,
aga raib ſpiorad eaſlaiṫe le hoċt
mbliadhna déag: aguſ do bí ſí cromtaċ
aguſ níor béidir lé í féin do díoruġadh
ar ċor.
12. Aguſ an tráṫ do ċonnairc Íoſa
í do ġoir ſé ċuige í, aguſ a dubhairt ſé
ria; a bean, ata tú ſgaoilṫi dod eaſ-
laiṫeaſ.
13. Aguſ do ċuir ſé a láṁa uirre:
aguſ do ríġeadh dìreaċ ar ball í, aguſ
tug ſí glóir do Dhia.
14. Aguſ ar bhfreagra duaſarán
na Sinagóge, ar mbeiṫ diomġaċ dó fá
Íoſa do ḋéanamh leiġiſ ann ſa tſábóid,
a dubhairt ſé riſ an bpobal: atáid ſē
laeṫe ann ar cóir obair do ḋéanamh: ar a

naḋbhar-sin gur ab ionnta sin tiocfas
sibh dá bhur leiġeas, agus nár ab a lá
na sábóide.

15. Uime sin do ḟreagair an tiġearna
dó, agus a dubhairt sé; a ḟir an ḟú-
arċrábhaidh, a né nach sgáoileann gach áon
duine agaibh féin a dhamh nó a asal ón
mhainséar lá na sábóide, agus nach bei-
reann sé cum uisge é?

16. Agus an bhean-sa atá na hinġin
ag Abraham, noch do ċeangail Sátan
a nois le hocht mbliadhna déag: a né
nar ċóir a sgáoileadh ón ċeangal-sa a lá
na sábóide?

17. Agus an tan a dubhairt sé na
neithe-si, do ġabh náire gach áon duine dá
raibh a cur na aghaidh: as do bhí gáir-
deachas ar a tsluagh uile tré gach uile
ni glórmhar dá ndearnadh leis-sion.

* Mat. 13. 31. 18. * Agus a dubhairt sé; cia lér
cosmhail ríoġachd Dé, agus cia ré sam-
lóchaidh mé í?

19. Is cosmhail ré gráinne mustaird
í, do ġabh duine ċuige agus do ċuir sé
ann a ġárrdha: agus dfás sé, agus
do rinneadh crann mór dhe, agus do rinne-
dar énlaith a naieir nead ann a ġéagaibh.

20. Agus a dubhairt sé a ris, cia
ré samlóchaidh mé ríoġachd Dé?

21. Is cosmhail í ré laibhin do ġabh
bean ċuice agus dfolaigh sí a dtri peice
mine, nó gur gabh an tiomlán laibhin.

* Math. 9. 35. 22. * Agus do ċuaidh sé tri gach
cathraigh agus gach baile, ag teagasg, a-
gus ag gabháil na sliġe go Hierusa-
lém.

23. Agus a dubhairt duine áiriġe
ris; a tiġearna an beag do slánuiġtear?
agus a dubhairt seision riú:

* Math. 7. 13. 24. * Déanaidh bhur ndiċhioll ar dul
a steach sa dorus cumhang: óir a deirim
ribh, is iomdha duine iarrfas dul a steach,
agus nach budh éidir leó:

25. O a nuáir fá néireochaidh fear a
tighe, agus fá a ndúnfa sé a dorus,
7 tionnsgnaidh sibhsi seasamh a muich a-
gus an dorus do bhualadh, ag rádh; a
tiġearna, a tiġearna, osgail dúinne: a-
gus ar bhfreagra dhósan a déara sé ribh,
ni bhfuil a ḟios agam cia has dáoibh.

26. Ann sin toiseochthaoi-si a rádh;
do bhimis ag ithe agus ag ól ad ḟiadh-
nuisi, agus do bhiothá ag teagasg ann ar
sráidibh.

27. * Agus a déaraidh sé; a dei- * Math. 7.
rim ribh, ni bhfuil a ḟios agam cia has 23.
dáoibh: imdiġidh uaim uile a lucht déanta
na héagcóra.

28. Ann sin biás gul agus gios-
gán fiacal, a nuáir do ċífi Abraham,
agus Isaac, agus Iacob, agus na
fáidhe uile a bhflaitheas Dé, agus sibh
féin dá bhur dteilgean amach.

29. Agus tiocfaid [mórán] ó náird
ṡoir, agus ó naird siar, agus ó tu-
áidh agus ó dheas: agus suidhfid sios a
bhflaitheas Dé.

30. * Agus féuch, atáid dáoine ar * Mat. 14.
deireadh biás a dtosach, agus atáid a 30.
dtosach biás ar deireadh.

31. An lá-sin féin tangadar ċuid
áiriġe do na Pharisineachaibh ċuige, ag
rádh ris; imthiġ amach, agus fág a
náit-si: óir is mián ré Hioruáit do
mharbhadh.

32. Agus a dubhairt seision riú;
ar nimtheas dáoibh, abraidh ris a tsion-
ach-sin, féuch, teilgimsi deamhain amach,
agus do nim leiġeas a niu, agus a má-
rach, agus crioċnóchar leam an treas lá.

33. As ċeana is éigin damh a niu,
agus a márach, agus a noirrthior a
beith ag siubhal: óir ni héidir fáidh
bás dfaġáil táobh amuigh do Iárusalém.

34. * O a Iárusalém, Iarusalém * Mat. 23.
mharbhas na fáiḋe, agus ġabhas do clo- 37.
ċaibh ar na dáoinibh cuirtear ċugad, gá
mhinicus bá mián leam do ċlann do ċruinn-
iuġadh, mar ċruinniġeas an ċearc a geirr-
ċaoich fá na sgiotánaibh, agus níor bhá-
ill libh?

35. Féuch fágthar bhur dtiġ na fá-
sach agaibh. Agus a deirimsi ribh go fí-
rinneach, nach bhfaicfi misi no go dti a
nuáir a naibeórthaoi, is beannaighe an té
tig a nainm an tiġearna.

caib.

## CAIB. 14.

AGus tarla ar dteacht dó go
tigh duine áirighe dhuasará-
naibh na bhphairisíneach a lá na
sábóide do chaitheamh bíd, go
rabhadar a coiméd air.

2. Agus féuch, do bhí duine áirighe a
niomorthus ná fiádhnuisi.

3. Is ar bhfreagra Díosa do labhair
sé ris an lucht dlighe agus ris na phair-
isíneachaibh, ag rádh; an ceaduigheach leigheas
do dhéanamh lá na sábóide?

4. Is do thosadarsan. Agus ar
mbreith ar a nóglach dósan do leighis
sé é, agus do leig sé uadh é.

5. Agus ag freagra dóibhsean a dubh-
airt sé; cia agaibhsi agá dtuitfeadh a a-
sal nó a bó a ndíg, nach dtoigéabhadh a
níos é a lá na sábóide?

6. Agus níor bhéidir leó freagra
do thabhairt air ann sna neithibhsi.

7. Agus do labhair sé cosamhlacht ris
an muintir tháinic ar cuireadh, ar na tabh-
airt dá aire mar do bhádar ag togha an
chéadionaidh suidhe, ag rádh riú:

8. An tan do gheabha tú cuireadh ó neach
ar bith chum bainnsi, ná suidh ann sa chéad-
áit: ar eagla go bhfuigheadh duine as onó-
raighe ná thusa cuireadh uadh mar an
gcéadna:

9. Agus go dtiocfadh an tí do
ghoir thusa agus eision, agus go nai-
beóradh sé riot, tabhair ionad dó so: a-
gus ann sin do thoiseóchthá maille le
náire suidhe ann sa nionad is ísle.

10. * Is an tan ghoirfidhthear thú, *Seanrái-dhte 25. 6, 7.
imthigh, agus suidh ann sa nionad is ísle,
ionnus an tan thiocfas an tí thug cui-
readh ort, go naibeóradh sé riot; a
chara, suidh ní is áirde suás ná sin. Ann
sin do gheabha tú onóir a bhfiadhnuisi a
mbiá na suidhe ar an mbord.

11. * Oir gidh bé árduigheas é féin, *Mat. 23. 12.
isleóchthar é: agus gidh bé isligheas é
féin, áirdeóchthar é.

12. Agus fós a dubhairt sé ris an
té thug cuireadh dó; an tráth do dhéana
tú dinnéar, nó suipéar, ná goir do cháir-
de, ná do dhearbhráithribh, ná do dhaoine
ghaoil, ná do chomharsanaibh saidhbhre: ar
eagla go dtiobhradh siadsan fós cuireadh
duitse, agus go bhfuigheá an chomaoin
chéadna.

13. Is an tan do ní tú fleadh,
* goir na boicht, na daoine cioráiteacha, *Tob. 4. 7.
na bacaigh, agus na doill:

14. Agus biáidh tú beannuighe: do
bhrígh nach bhfuil acfuinn aca an chomaoin
chéadna do thabhairt duit, óir do bhéarthar
a luáidheacht duit a neiséirghe na bhfí-
réun.

15. Agus an tan do chúalaidh duine
áirighe dá raibh ar comhbord ris na nei-
thesi, a dubhairt sé ris; is beannaighe an
té itheas arán a bhflaitheas Dé.

16. * Is a dubhairt seision ris; do *Mat. 22. 2
rinne duine áirighe suipéar mór, agus do
ghoir sé mórán:

17. Agus do chuir sé a sheirbhfo-
ghantaidh a nam suipéir dá rádh ris an
muintir fuair cuireadh; tigidh uaibh, óir
atáid na huile neithe a nois ullamh.

18. Agus do thionnsgnadar uile
dhaonghuth a leithsgéul do ghabháil. A dubh-
airt an chéaduine ris, do cheannaigh mé fear-
ann, agus is éigin dam dul amach, agus
a fhéchain: iárruim ort, gabh mo leith-
sgéul.

19. Agus a dubhairt fear eile, do
cheannuigh mé cúig cuingeluigh do dhamhaibh,
agus atáim ag dul dá ndearbhadh: iár-
ruim ort gabh mo leithsgéul.

20. Agus a dubhairt fear eile, do
phós mé bean, ar a nadhbharsin ní fhéadaim
teacht.

21. Agus ar dteacht don tseirbhfo-
ghantuidhe, dinnis sé na neithesi dá ti-
ghearna. Ann sin ar ngabháil feirge
dfear an tighe, a dubhairt sé ré na óglach;
imthigh go tapuidh fá shráidibh agus fá
chúilsráidibh na caithreach, agus tabhair leat a
sdeach ann so na boicht, agus na daoine
cioráiteacha, agus na bacaigh, agus na
doill:

22. Agus a dubhairt an tseirbhfoghan-
tuidhe; a thighearna, do rinneadh mar a du-
bhairt tú: gidheadh atá áit ann fós.

23. Agus a dubhairt an tighearna
ris

ris a nóglach; imṫigh fá na sliġṫibh agus fá na fáltuibh, agus coiméignidh iád do ṫeaċt a steaċ, do ċum go líonfuiḋe mo ṫiġ.

24. Oir a deirim ribh naċ blaisfiḋ éon nduine do na fearuibh úd, fuáir cuireaḋ, dom ṡuipérsa.

25. Agus do bhi slúaġ mór na ċuideaċta, 7 ar bhfilleaḋ ḋó a dubhairt sé riú:

*Mat. 10. 37. 26. * Giḋ bé ṫig ċugamsa, agus naċ bhfúaṫuiġeann sé a aṫair, agus a ṁaṫair, agus a ḃean, agus a ċlann, agus a ḋearbraiṫreaċa, agus fós a anam féin, ni héidir leis beiṫ na ḋeisciobal agamsa.

27. Agus giḋ bé naċ iomċrann a ċros féin, agus naċ leanann mise ni héidir leis beiṫ ná ḋeisciobal agamsa.

28. Oir cia agaibhsi duine lé maḋ mian tor do ḋéanamh, naċ suiḋeann ar tús do ṫeilgean cúntais an ċosduis, an mbiaḋ acfuinn aige ċum criċe do ċur air?

29. Ar eagla, déis na fundameinte do ċur ḋó, agus gan cumas aige crioċ do ċur air, go dtoiséoċaḋ gaċ éon nduine dá bhfaicfeaḋ é, fonomhaḋ do ḋéanamh faoi,

30. Ag ráḋ; do ṫionnsgain an fearsa obair do ċur ar siobal, agus nior ḟéd sé crioċ do ċur uirrṫe.

31. Nó cia an Ri raċaḋ do ḋéanamh coguiḋ a naġaiḋ Riġ eile, naċ suiḋeann ar tús do ḋéanamh comhairle nar bféidir leis lé deiċ mile, teagmáil don té ṫig na aġaiḋ lé fiċte mile?

32. Nó, ar mbeiṫ ḋósan fós a bhfad uáḋ, cuiriḋ sé teaċtaireaċt ċuige, agus iarruiḋ sé sioṫċaim.

33. Mar an gcéadna gaċ uile ḋuine agaibhsi naċ diúltann dá bhfuil aige, ni héidir ḋó beiṫ na ḋeisciobal agamsa.

*Mat. 5. 13. 34. * Is maiṫ an salann, as má bhíonn an salann gan blas, créd lé gcuirfiḋ blas air?

35. Ni bhfuil feiḋm air ċum na talṁon ná ċum a ndóiliġ: teilgid daoine amaċ é: giḋ bé agá bhfuilid cluása ċum éisdeaċta, éisdeaḋ sé.

## CAIB. 15.

AGus tangadar na Publiocain uile, agus na peacaiġ ċuige, ḋéisdeaċt ris:

2. Agus do rinneadar na Pairisiniġ agus na sgriobuiḋe monmhar, ag ráḋ; gabhuiḋ an fearso peacaiġ ċuige, agus itiḋ sé biáḋ na bhfoċair.

3. Agus do labhair seision an ċosamlaċtsa riú, ag ráḋ;

4. * Cia agaibhsi duine, agá bhfuil céd caora, agus do leigfeaḋ éon diobh a muġa, naċ bhfágann na naoi gcaoiriḋ déug agus ceiṫre ficid ar an bhfásaċ, agus naċ dteid a ndiáiġ na caoraċ úd do ċuaiḋ a muġa, nó go bhfaġann sé i? *Mat. 18. 12.

5. Agus ar na faġáil ḋó, cuiriḋ sé go luaṫġáireaċ í ar a ġúaillibh:

6. Agus ar dteaċt dá ṫiġ ḋó, goiriḋ sé a ċáirde agus a ċomharsain a gceann a ċéile, ag ráḋ riú; déanuiḋ luaṫġáire leamsa: oir fuair mé mo ċaora do ċúaiḋ a muġa.

7. A deirim ribh, gur ab mar sin bhiás forbfáilte ar neaṁ ar son éin ṗeacaiġ do ni aiṫriġe, ni is mó ná ar son naoi bfiréin déag agus ċeiṫre ficid ar naċ bhfuil riaċtanas aiṫriġe.

8. Nó cia an ḃean agá mbiaḋ deiċ mboinn, agus do leigfeaḋ si éon ḃonn diób a muġa, naċ lasfaḋ solus agus naċ sguaibéoċaḋ an tiġ, agus naċ iárrfaḋ go diṫċeallaċ, nó go bhfaġaḋ si é?

9. Agus air na ḟaġáil goiriḋ si a banċáirde agus a banċomharsain a gceann a ċéile, ag ráḋ; déanuiḋ gáirdeaċas leamsa: oir fuair mé mo ḃonn do léig mé a muġa.

10. Mar an gcéadna, a deirim ribh, bi gáirdeaċas ar ainglibh Dé tri éin ṗeacaċ amáin do ni aiṫriġe.

11. Agus a dubhairt sé fós, do bádar dias mac ag duine áiriġe.

12. Agus a dubhairt an ti dob óige aca ré na aṫair: aṫair, tabhair ḋam an

ċuid

ċuid roinnes misi dod ṁaoin. Agus do roinn seision a ṁaoin eatorra.

13. Agus tar éis beagáin aimsire, ar gcruinniuġaḋ a ċoda uile don ṁac dob óige, do ċuaiḋ sé air coigcríċ a ttalaṁ imċian: agus do ḋiombail sé an sin a ṁaoin lé na beaṫaiḋ ḃróḋċaiṫfiġ.

14. Agus tar éis a ċoda uile do ċaiṫeaṁ dó, ḋéiriġ gorta roṁór an sa tír sin: agus do ṫosaiġ seision ar beiṫ a riaċdanus.

15. Agus do imṫiġ sé roiṁe, agus do ċeangal sé do ċaṫruiġṫeóir don tír sin: noċ do ċuir fá na ḋúṫċe a mac é do ḃuaċuilleaċt muc.

16. Agus bá mián leis a bolg do líonaḋ do na feiṫleógaiḃ do iṫdís na muca: agus ni tugaḋ éinduine dó [iád.]

17. Agus an tan do ċuiṁniġ sé air féin, a dubhairt sé; gá méd do luċt túarasdail maṫar-sa agá ḃfuil iomarcaiḋ aráin, agus misi ag dul a muġa lé gorta.

18. Eireóċaiḋ mé, agus raċaiḋ mé dionnsuiġe maṫar, agus déaruḋ mé ris; a aṫair, do ṗeacaiġ mé a naġaiḋ neiṁe agus ad ḟiaḋnuisisi:

19. Agus ni fiú mé feasda do ṁac-sa do ġairm ḋióm: déana mé mar aoin dod luċt tuarasduil.

20. Agus ḋéiriġ sé, agus do ċúaiḋ sé dionnsuiġe a aṫar, agus ar mbeiṫ fós a gcián úaḋ dó, do ċonnairc a aṫair é, agus do ġab truáiġe ṁór dó é, agus ag riṫ dó, do ċrom sé fá na ḃráġuiḋ, agus do póg sé é.

21, Agus a dubhairt an mac ris; a aṫair, do ṗeacaiġ mé a naġuiḋ neiṁe agus ad ḟiaḋnuisisi, agus ni fiú mé feasda do ṁac-sa do ġairm ḋióm.

22. Agus a dubhairt an taṫair ré na searḃḟoġantaiḃ, tabhruiḋ an ċulaiḋ-sin is fearr lib, agus cuiriḋ uime í, agus cuiriḋ fáinne air a láiṁ, agus bróga air a ċosaiḃ:

23. Agus tuguiḋ lib agus marḃuiḋ an láoġ biáta: agus caiṫeam biaḋ, agus bíom go súgaċ.

24. Oir fuair mo ṁac an so bás, agus do aiṫbeóḋuiġ sé: agus do ċuaiḋ sé a muġa, agus fríṫ é. Ar a naḋbarsin do ṫionnsgnadar beiṫ go súgaċ.

25. Agus do bí an mac budh sine aige air an macaire amuiġ: agus ar ttiaċt a ngar don tiġ dó, do ċualaiḋ sé an céol agus na damsaiḋe.

26. Agus ar ngairm aoin do na searḃḟoġantuiḃ ċuige dó, do ḟiafruiġ sé de créd iád na neiṫe-si?

27. Agus a dubhairt seision ris, do ḋearḃráṫair-si ṫáinic: agus do ṁarḃ haṫair an láoġ biádta: ar son go ḃfuair sé slán a ris é.

28. Agus do ġab fearg eision, agus níor baill leis dul a steaċ: uime-sin ṫáinic a aṫair amaċ, agus do ġoir sé ċuige é.

29. Agus ar bfreagra dósan a dubhairt sé ris an aṫair: féuċ, a taimsi ag déanaṁ seirbísi duit a noiread-so do bliadnuiḃ, agus níor sáruiġ mé haiṫne ariam, giodheaḋ ni tug tú fiú an meannáin dam ariam, ionnus go mbéinn go súgaċ rém ċáirdiḃ:

30. Agus an tan ṫáinic an mac-sa agad do sluiġ do ṁaoin a bfoċair meirdreaċ, do ṁarḃ tú an láoġ biáta dó.

31. Agus a dubhairt seision ris: a ṁic, atá tusa do ġnáṫ am ḟoċair, agus na huile neiṫe is leamsa, is leatsa iád.

32. Agus do budh coir dúinn súgaċas agus forbáilteaċas do déanaṁ, óir go raiḃ an dearbráṫair-si agadsa tar éis báis, agus gur aiṫbeóḋuiġ sé: agus go ndeaċaiḋ sé a muġa, agus gur fríṫ a ris é.

## CAIB. 16.

AGus a dubhairt sé fós ré na deisciobluiḃ: do bí duine saiḋbir áiriġe ann, agá raiḃ sdiobard: agus do rinneaḋ casaoid ris air, gur ḋiombail sé a ṁaoin.

2. Agus ar na ġairm ċuige dó, a

dubhairt sé ris: créd é so do chluinim ort? tabhair cuntas do sdiobhardachta uáit, oir ni héidir dhuit beith ad sdiobhard ní as faide.

3. Agus a dubhairt an sdiobhard ris féin; créd do dhéna mé, oir atá mo thighearna ag búain na sdiobhardachta díom? ni héidir lem romhar do dhénamh, agus is nár lem déirc iarraidh.

4. Atá a fios agam créd do dhéna mé, ionnus an tan chuirfightear as an sdiobhardas mé, go ngéubhaid siád chuca mé dá dtighthibh féin.

5. Agus ar ngairm gach aoin fá leith dar dhligh a thighearna fiácha, a dubhairt sé ris an gcéd fear: gá mhéd a dhlighear mo thighearna dhiót?

6. Agus a dubhairt seision, céd miosúr ola: agus a dubhairt seision ris; gabh chugad do sgribhinn, agus suidh go luath, agus sgriobh a deich agus dá fhichead.

7. Agus a dubhairt sé na dhiaigh sin ré duine eile, créd dhlighthear dhiotsa? agus a dubhairt seision, céd miosúr cruithneachta: agus a dubhairt seision ris, gabh chugad do sgribhinn, agus sgriobh ceithre fichid.

8. Agus do mhol an tighearna sdiobhard na héugcóra, do bhrigh go ndearnaidh sé ni glic. Oir is glioca clann an tsaoghailsi, ná clann an tsolais iona gcinél féin.

9. Agus a deirimsi ribh, déanaidh cáirde dhíbh féin lé saidhbhreas na héagcóra: ionnus an trath bhiás easbhaidh oraibh, go nglacaid sibh ann a lóisdinibh sióruidhe.

10. An ti atá ionraic sa ni is lugha, atá sé ionraic a mórán: agus gidh bé atá éagcórach sa ni is lugha, atá sé éagcórach a mórán mar an gcéadna.

11. Ar a nadhbharsin muna rababhaire firinneach ann sa tsaidhbhreas bhréagach, cia thiobhras an saidhbhreas firinneach ribh?

12. Agus muna fríoth ionraic sibh a gcuid duine eile, cia bhéaras dhaoibh an ni is libh féin?

13. * Ni héidir le searbhfoghantaidhe ar bith seirbhis do dhénamh do dhá thighearna: oir biaidh fúath aige do neach aca, agus grád don dara fear: nó ceangalfaidh sé do dhuine aca, agus do bhéra sé tarcuisne ar an dara fear: ni héidir libh seirbhis do dhénamh do Dhia agus do Mhammon.

*Mat. 6. 24.

14. Agus do chúaladar fós na Phairisinigh santacha na neithesi uile: agus do rinnedar fonomhad fáoision.

15. Agus a dubhairt seision riú: is sibhsi an dream shaorus sibh féin a bhfiadhnuise na ndaoine: acht is aithnidh do Dhiá bhur gcroidhthe: oir an ni atá fá mhórchion a bhfiádhnuise na ndaoine, atá sé gráineamhuil a bhfiadhnuise Dé.

16. *[Do bhi] an reacht agus na fáidhe ann go teacht Eóin: ó sin a leith atá rioghachd Dé dá shoisgéulughadh, agus atá gach uile dhuine ag dénamh foiréigin uirthe. *Mat. 11. 11.

17. *Acht as usa neamh agus talamh do dhul thort, ná aonphunc don dhlighedh do thuitim. *Mat. 5. 18

18. *Gidh bé neach leigeas a bhean, agus phósus bean eile, do ni sé adhaltranas: agus gidh bé beireas an bheansin do leigeadh, do ni sé adhaltranas. *Mat. 5. 32

19. Acht do bhi duine saidhbhir áirighe ann, agus is é bá héadach dhó purpuir agus sióda, agus do theigheadh sé chum bidh go roidhóghamhuil gach laoi.

20. Agus do bhi duine bocht áirighe ann, dar bhainm Lásarus, do bhi na luidhe agá gheataran, lán do chnédhaibh:

21. Agus lear mhián é féin do shásadh leis an sbrúirleach do thuiteadh do bhórd an duine shaidhbhir: agus do thigdis na madraidhe, agus do lighedis a chneudha.

22. Agus tárla go bhfuair an duine bocht bás, agus gur iomchradar na haingil go huchd Abrahám é: agus mar an gcéadna fuair an duine saidhbhir bás, agus do hadhlaiceadh é.

23. Agus ar mbeith dhó a nifearn a bpiánaibh, do thóg sé a shúile suás, agus do chunnairc sé Abraham a bhfad uádh, agus Lásarus ann uchd.

24. Agus ar néimhghe dhósan an tan sin,

sin a dubairt sé; a aṫair Abraham, déna trócaire orm, agus cuir Lasarus do ṫumaḋ bárr a ṁeóir a nuisge, agus d'fuaraḋ mo ṫeangṫa: óir ataim dom roiṗianaḋ an sa lasair.

25. As a dubairt Abraham: a ṁic, cuimnig gur ġlac tusa neiṫe maiṫe lé linn do ḃeiṫ beó, agus Lásarus mar an gcéadna droiċ neiṫe: as atá sólás aigesion a nois dá ḟagáil, agus atá tusa dod ṗianaḋ.

26. Agus do bárr orrṫa so uile, atá ḟodomain mór ar na cur eadrainne, agus sibsi, ionnas naċ éidir leis na dóinib lé buḋ mián é, dul as so ċugaibsi, na teaċt as sin ċugainne.

27. Agus a dubairt seision; maseaḋ iárraim ort a aṫair, eision do ċur gó tig maṫarsa.

28. Oir atáid cúigear dearbraṫar agam, do ṫabairt sgéul dóib, ionnus naċ dtiocfaid siadsan mar an gcéadna an sa nionadsa na péine.

29. A deir Abraham ris; atáid Maoisi agus na fáiġe aca: éisdeaḋ siád riusan.

30. As a dubairt seision, ni hamlaiḋ atá, a aṫair Abraham: as dá ndeaċa duine ó na marḃaib ċuca, do déanadís aiṫriġe.

31. Agus a dubairt Abraham ris; muna néisdid siád ré Maoisi agus ris na fáiġib, dá néirgeaḋ duine ó marḃaib féin, ni ċreididís dó.

## Caib. 17.

Agus a dubairt sé ris na deisciobluib, * ni héidir naċ dtiocfuid sganalaca: as is truaġ don ti trér a dtigid siád. * Mat. 18. 7.

2. Do b'fearr dó cloċ muilinn do ċur fá na ṁuinéul, agus a teilgean an sa ḃfairrge, ná són don ṁuintir bigsi sganalacaḋ.

* Mat. 18. 21. 3. Tabruiḋ buḋ aire dib féin. * Má ṗeacaiġeann do dearbraṫair ad aġaiḋ, imdeargh é: agus má ni sé aiṫriġe tabair maiṫeamnus dó.

4. Agus má ṗeacaiġeann sé ad aġaiḋ seaċt nuaire sa ló, agus go bfillfe sé ċugad seaċt nuáire sa ló, ag ráḋ; atá aiṫreaċas orm: tabair maiṫeamnus dó.

5. Agus a dubradar na hespuil ris: a tiġearna, méuduiġ ar gcreideam.

6. * Agus a dubairt an tiġearna; dá mbeiṫ oiread gráine mursdaird do ċreideam agaib, déaraḋ sib ris a gcrann Sicaminro, éiriġ as do ḟréuṁaċ, agus curtar an sa bfairrge ṫú: agus do umloċaḋ sé dóib. * Mat. 17. 20.

7. Agus cia agaib agá bfuil seirbfoganṫuiḋe a treabaḋ, no a coiméd tréuda, lé a naibeóraḋ sé ar an mball, an tan do ṫiocfaḋ sé ón bfearann; imtiġ agus suiḋ síos ar an mbord?

8. As a né naċ aibeóra sé ris, ullmuiġ an ni iosas mé ar mo ṡuipéar, agus cuir do ċrios tort, agus friṫeóil damsa no go nite mé agus go mbe mé: agus tar éis sin itsi, agus ib?

9. An mbiá buiḋeaċas aige ar a tseirbfoganṫuiḋe úd, do briġ go ndearna sé na neiṫe do haiṫneaḋ dé? ni saoilim [go mbiá.]

10. Agus is mar sin dóibsi, an tan do déantaoi gaċ uile ni dár haiṫniugaḋ dib, ábruiḋ; is seirbfoganṫuiḋe neaṁtarbaċa sinn: óir do rinneamar an ni do bi d'fiácaib orruinn do déanam.

11. Agus tárla ag dul suas dó go Hierusalém, gur ġab sé tri lár na Samária agus na Galilé.

12. Agus an tráṫ do ċuaiḋ sé a steaċ go baile áiriġe, tárladar deiċneabar lobar air, do seas a bfad uaḋ.

13. Agus do árduiġeadar a nguṫ, ag ráḋ; a Iósa a ṁaiġistir, déna trócaire orruinn.

14. Agus an tan do ċonnairc sé [iád], a dubairt sé riú; * imṫiġid foillsiġid sib féin do na sagartuib: agus tárla ag imṫeaċt dóibsion gur glanaḋ iád. * Levit. 14. 2.

15. As fear aca mar do ċonnairc sé é féin ar na slánugaḋ, d'fill sé ar ais, ag molaḋ Dé do ġuṫ mór.

16. Agus do ṫuit sé ar a aġaiḋ
aga ċosaibsean, ag breiṫ buiḋeċais
ris: agus budh Samaritánaċ an fear-
so.
17. Agus ar bfreagra Díosa a
dubhairt sé; a né naċ bfuilid deiṫneabhar
ar na nglanaḋ? agus a nónbhar cáit
a bfuilid?
18. Níor frith ag filleaḋ do ṫabhairt
glóire do Dhia, acht an coigcríġeaċso.
19. Agus a dubhairt sé ris; éiriġ,
imṫiġ romad: do ṡlánuiġ do ċreideam
ṫú.
20. Agus an tan dfiafruiġ na
Phairisínig ḋe, cia an tráṫ ṫiocfaḋ
rioġaċt Dé: do ḟreagair sé iád, agus
a dubhairt sé, ni ṫiocfa rioġaċt Dé, ré
coiméd [do beiṫ uirrṫe:]
21. Agus ni abeóruid siád, féuċ
ann so, nó, féuċ ann súd: oir féuċ, atá
rioġaċt Dé agaibh an bhur meadhón.
22. Agus a dubhairt sé ré na deis-
ciobluibh, ṫiocfuid a naimsir, an a mbia
mianghus oruibh aón do laeṫib ṁic an
duine dfaicsin: agus ni ḟaicfiṫi.
* Mat. 24. 23. 23. Agus a déaruid siád ribh; féuċ
ann so, nó, féuċ ann súd: [acht] ná him-
ṫiġ, agus na leanuiḋ [iád.]
24. Oir amhuil agus mar ḋealruiġ-
ġeas an tinnteaċ soillsiġeas ó náird go
ċéile fáoi neaṁ: is mar sin biás mac
an duine mar an gcéudna ann a lá féin.
25. Acht is éigin dó ar tús mórán
dfulang, agus a ḋiúltaḋ ón cineadhsa.
* Gein. 7. 26. * Agus mar do ṫárla a laé-
ṫib Nói, is mar sin fós biás a laeṫib
ṁic an duine.
27. Do bádar ag iṫe, ag ibhe, ag
posaḋ, agus ag tabhairt ċum pósda, gus
an lá ann a ndeaċaiḋ Nói do Náirc;
agus táinic an díle, agus do sgrios
sí iád uile.
* Gein. 19. 28. * Agus ar a nós gcéadna mar
ṫárla a laeṫib Lot: do bádar ag iṫe,
ag ibhe, ag ceannaċ, ag reic, ag plan-
tuġaḋ, ag tógbháil tiġṫe:
29. Acht an lá ann a ndeaċaiḋ Lot
amaċ as Sodom, do fearaḋ teine agus
ruibh ó neaṁ, agus do sgrios sé iád
uile:
30. Is da réir so biás an lá an a
bfoillseoċṫar mac an duine.
31. Ann sa lá sin an té biás ar a
ṫiġ, agus a ṁaóin ann sa tiġsin, ná
tuirlingeaḋ sé ċum a dtógbhála: agus
an ti atá ar an macháire, ná casaḋ sé
tar a ais mar an gcéadna.
* Gein. 19. 26. 32. * Cuimniġe ar ṁnaói Lot.
* Mat. 16. 25. 33. * Giḋ bé neaċ iárrfas a anam
féin do ṡábháil, caillfiḋ sé é: agus
giḋ bé ċaillfeas é, beóḋfuiḋ sé é.
* Mat. 24. 40. 34. * A deirim ribh, béid diás a
naóinleabaiḋ ann sa noiḋċe úd: géubṫar
lé haón aca, agus fuiġfiġṫear an fear
eile.
35. Beid diás ban ag bróinteó-
racht a naóinḟeaċt: géubṫar lé mnaói aca,
agus fuiġfiġṫear an dara bean.
36. Beid diás fear ar an macháire:
géubṫar lé haón aca, agus fuiġfiġṫear
an fear eile.
* Mat. 24. 28. 37. Agus ar bfreagra dóibhsion a
deirid ris: * gá hait, a ṫiġearna?
agus a dubhairt seision riú, giḋ bé ball
a [mbia] an corp, is ann sin fós ċruinn-
eoċṫar na hiolair.

---

## CAIB. 18.

Agus a dubhairt sé fós cosaṁ-
lacht riú, * gur ab éigin
urnuiġṫe dhéanaṁ dó gnáṫ, * 1 Tessal. 5. 17.
agus gan a beiṫ leisge-
aṁuil.
2. Ag ráḋ; do bí breiṫeaṁ áiriġe
a gcaṫraiġ áiriġe, gan naċ raib eagla
Dé, agus ag naċ raib onóir do duine:
3. Agus do bí baintreabhaċ áiriġe
ann sa ċaṫruiġsin noċ táinic ċuige, ag
ráḋ: coiriġ mé ar mesgcaruid.
4. Agus níor báill leision ar fead
tamuill: acht tar éis sin a dubhairt sé
ris féin; gé naċ bfuil eagla Dé orum,
agus naċ bfuil onóir agam do duine:
5. Giḋeaḋ do briġ go mbuaiḋreann an
baintreabhaċsa mé, dioġóla mé í, do ċum
naċ dtiocfaḋ sí fa deireaḋ dom buaiḋ-
reaḋ.
6. Agus a dubhairt an tiġerna,
éisdiḋ

ēisdiḋ créd a deir breiṫeaṁ na hēg-
córa.
7. A né naċ dēna Dia dioġaltas
ar son a ḋaoine toġṫa féin, éiġeas é
do ló agus doiḋċe, ge atá foiġid aige
na ttimċeall.
8. A deirim riḃ, go ndēna sé dio-
ġaltas ar a son go luaṫ. Aċ ċeana
an tan tiocfas mac an duine an bfuiġe
sé creideaṁ ar an dtalam?
9. Agus fós ré dream do ṡaoil iad
féin beiṫ na bfíreun agus do tarcai-
sniġ các eile, a dubairt sé an co-
samlasa:
10. Do ċuadar diás do ḋaoinib su-
as don teampall do ḋénam urnuiġe, aon
aca na Pharisineaċ, agus araile na
phubliocánaċ:
11. Ar seasaṁ don Pharisineaċ, do
bí sé guiḋe mar so leis féin: a Ḋhiá,
beirim buideaċas riot naċ bfuilim mar
ataid daoine eile, na luċt fuadaiġ, eg-
córaċ, adaltranaċ: nó fós mar an
bpubliocánaċsa.
12. Troisgim fá ḋó ann sa tseaċt-
ṁuin, do beirim deaċṁuiḋ as gaċ ní dá
sealbuiġim.
13. Agus ar seasaṁ don publiocán
a bfad uaiḋ, níor báill leis fiú a súl
do togbáil suas ċum neiṁe: aċ do
buailead sé a uċt, ag ráḋ; a Ḋhia, dé-
na trócaire oramsa an peacaċ.
14. A deirim riḃ, go dtáinic an
teasa a nuas dá tiġ féin na fíreanaċ
* Mat. 23. 11. [in is mó] na an fear úd: óir gid
bé árduiġeas é féin, isleoċṫar é: agus
gid bé isliġeas é féin, árdeoċṫar é.
15. Agus fós tugadar ċuige naoi-
ḋenain, ionnus go mbeanfad sé riú: agus
an tan do ċoncadar na deisciobuil so,
do imdeargadar iad.
16. Aċ ar ngairm na leanab Ḋiosa
ċuige, a dubairt sé; fuilngiḋ na leinb
do teaċt ċugamsa, agus ná toirmeas-
guiḋ iad: óir is lé na leiṫeid so rio-
ġaċt Dé.
17. A deirim riḃ go firinneaċ, gid
bé naċ geuba ċuige rioġaċt Dé mar
naoiḋeanán, naċ raċa sé go bráṫ a steaċ
innte.

18. * Agus dfiafruiġ úasarán * Mat. 19. 16.
áiriġe dé, ag ráḋ; a ṁaiġisdir ṁaiṫ,
créd do ḋēna mé lé a sealbóċa mé an
beaṫa ṁarṫanaċ?
19. Agus a dubairt Iosa ris; créd
fá ngoireann tú máiṫ diomsa? ní bfuil
éinneaċ maiṫ aċ Dia amáin.
20. Atá eolas na naiṫeanta a-
gad, ná déna adaltranas, ná déna
dúnmarbaḋ, ná déna goid, ná déna fi-
aḋnuisi bréige: onóiruiġ haṫair agus
do ṁaṫair.
21. Agus a dubairt seision, do
ċoiṁéid mé na neiṫesi uile óm oige.
22. Agus ar na ccloisin so Ḋiosa,
a dubairt sé ris: atá éinni fós d'eas-
buiḋ ort, reic a bfuil agad, agus
roinn ar na boċtuib, agus biaiḋ ciste
ar neaṁ agad: agus tárr, lean misi.
23. Agus ar na gcloinsin so dó-
san, do ġlac tuirse mór é, óir do bí
sé ro-saiḋbir.
24. Agus an tan do ċonnairc Iosa
go raib sé lán do doḃrón, a dubairt sé,
créd é a ḋeacras do na daoinib saiḋbre
dul a steaċ a rioġaċt Dé.
25. Óir is usa camall do dul tri
cró snáṫaide ná do duine saiḋbir dul
a steaċ a rioġaċt Dé.
26. Agus a dubradar an dream do
ċualaiḋ [so,] má seaḋ cia as éidir do
slánuġaḋ?
17. Aċ a dubairt seision, na neiṫe
atá doiḋénta ag na daoinib, ataid soi-
ḋénta ag Dia.
28. Agus a dubairt Peadar; feuċ, * Mat. 19.
do ḟágamne na huile neiṫe, agus do 27.
leanamar tusa.
29. Agus a dubairt seision riú; a
deirimsi riḃ go firinneaċ, náċ bfuil éin-
neaċ do ḟág a tiġ, ná a aṫair, ná a ma-
ṫair, ná a dearbraiṫreaċa, ná a bean pós-
da, ná a ċlann ar son rioġaċta Dé.
30. Naċ glacfa sé mórán ní sa
mó ann sa naimsirso, agus an beaṫa
ṁarṫanaċ an sa tsaoġal atá ag teaċt.
31. Agus ar mbreiṫ an dá fear * Mat. 20.
déag leis Ḋiosa, a dubairt sé riú; feuċ, 17.
téigmaoid suas go Hierusalém, agus
crioċnóċṫar a dtimċeall mic an duine

na huile neithe atá sgriobhtha ag na
fáidhibh.
32. Oir do bhérthar do na cinedh-
chaibh é, agus do dhéuntar fonomhad fóі,
agus maisleochthar é, agus geubhthar
do sheilighibh air.
33. Agus ar na sgiursadh dhóibh,
muirfid é: as éireochaidh sé a ris an
treas lá,
34. Agus níor thuigeadarsan éin ni
dhíobh so: agus do bhádar na briathra-
sa folaighthe uatha, agus níor aithnigh-
eadar na neithe a dubhradh ann.
* Mat. 20. 29. 35. * Agus tarla an tan do dhruid
sé ré Iericho, gur shuidh dall áirighe cois
na slighedh ag iarraidh déirce.
36. Agus an tan do chualaidh sé
an sluagh ag gabháil thairis, dfiaf-
ruigh sé créd é so.
37. Agus dinnisedar dhó gur ab
é Iosa Nazardha do bhí gabháil thairis.
38. Agus do éigh seision ag rádh,
a Iosa a mic Dháibhi déuna trócaire
oram.
39. Agus an drem do bhí roimhe do
imdheargadar é ionnus go mbiadh sé na
thost: as is móide do éighmeadh seision
sin, a mic Dháibhi dhéna trócaire orm.
40. Agus ar sesamh Dhiosa, do ai-
thin sé a tabhairt chuige: agus an tan
do dhruid sé ris, dfiafruigh sé dhe,
41. Ag rádh; créd is mián leat
misi do dhéna dhuit? agus a dubhairt sei-
sion; a tighearna, mo radharc aiseag
dham.
42. Agus a dubhairt Iosa ris; bíodh
do radharc agad: do shlánaigh do chrei-
dem thú.
43. Agus do fuair sé a radharc ar
an mball, agus do lean sé eisean, ag
tabhairt glóire do Dhia: agus an tan
do chonnairc an pobal uile [so], tugadar
moladh do Dhia.

## CAIB. 19.

Agus ar ndol a steach go Ie-
rico Dhiosa, do ghabh sé
tríte:
2. Agus féuch, do bhí
duine áirighe ann dar bainm
Sacheus, do bhí na uachtarán ar na pub-
liocáin, agus do bhí sé saidhbhir:
3. Agus do bhí fonn air faicsin cia
hé Iosa: agus níor bhéidir ris ón
tsluagh, tre go raibh sé iosal do phear-
sain:
4. Agus ag rith roimhe dhó, do chu-
aidh sé suas a gcrann Sicamóir, ionnus
go bhfaicfeadh sé é: oir do bhí fóі an
tslighesin do ghabháil.
5. Agus an tan tháinic Iosa chum
na háitesin, ar bhféchain suas dhó, do
chonnairc sé eision, agus a dubhairt sé
ris; a Shacheus tuirrling go deifreach
oir is ad thigh is éigin damhsa comhnuidhe
dhéanamh a niu.
6. Agus ag deifriughadh dhósan, do
thuirrling sé, agus do ghabh sé chuige é
go luathgháireach.
7. Agus an tan do chonncadar các
uile so, do rinnidar munbar, ag rádh;
go ndeachaidh sé a steach ar cóidhes duin-
uighe peacthaigh.
8. Agus ag seasamh do Shacheus a
dubhairt sé ris a tighearna: féuch, a ti-
ghearna, do beirim leath mo mhaoine do na
bochtaibh: agus má mheall mé duine ar bith
a néimni, do beirim dhó a ceithre oiread.
9. Agus a dubhairt Iosa ris; a
niugh tarla slainte don tighsi, do bhrigh
go bhfuil seisean fós na mhac ag Abra-
hám.
10. * Oir tháinic mac an duine di- * Mat. 18. 11.
árraidh agus do slánughadh an ni do
chuaidh a mugha.
11. Agus ag éisdecht dóibhsean leis
so, do chuir sé leis, agus a dubhairt sé
cosamhlacht, tre go raibh sé láimh ré Hiar-
usalém, agus gur shaoileadarsan nach
fada go bhfoillseochthaoi rioghacht Dé.
12. * Ar a nadhbharsin a dubhairt sé: * Mat. 25. 14.
do chuaidh duine uasal áirighe a réigión
imchian,

imċian, do ġabáil ríoġaſa dó féin, aguſ dfilleaḋ ar a aiſ.

13. Aguſ ar ngairm a deiċneaḃar ſearḃfoġantuiġe dó, tug ſé deiċ * bpíoſa [[illegible]giod] dóiḃ, aguſ a duḃairt ſé riú: déunuiḋ gnoṫuiġ nó go dtí mé.

* Mna ann-ſa ngreigis ciallaidh ſ. dha un-ſa dhég go leith.

14. Aſ do bí fúaṫ ag luċt a ċaitreaċ dó, aguſ do ċuireadar teaċtaireaḋ na diaiġ, ag ráḋ; ni hail linn é ſo do ríoġaḋ orrainn.

15. Aguſ tárla an tan do ḟill ſé, ar ngabáil na ríoġaſa ċuige, gur aiṫin ſé na ſearḃfoġantaiġe úd dá dtug ſé an tairgeaḋ, do gairm ċuige: ionnuſ go mbiaḋ a ḟioſ aige créud do gnoḋuiġ gaċ aon aca.

16. Aguſ táinic an ceudduine, ag ráḋ; a tiġearna, do gnoḋuiġ do píoſa, deiċ bpíoſa.

17. Aguſ a duḃairt ſeiſion riſ, iſ maiṫ [ſin] a ſearḃfoġantuiġe maiṫ: óir do bí tú fírinneaċ ar beagán, bioḋ cumaſa agad ar deiċ gcaiṫreaċaiḃ.

18. Aguſ táinic an dara fear, ag ráḋ: a tiġearna, do rinne do píoſa cúig píoſa.

19. Aguſ a duḃairtſion riſ an te-ſin; biſi mar an gcédna óſ cionn cúig gcaiṫreaċ.

20. Aguſ táinic fear eile ċuige, ag ráḋ: a tiġearna, féuċ do píoſa do bí agamſa a ttaiſgiḋ ann a nairpcin:

21. Óir do bí heagla ſa oram, tré gur duine forġruáma tú: tógḃuiḋ tú ſúas an ni nar ċuir tú ſíoſ, aguſ beanuiḋ tú an ni nar ſíolċuir tú.

22. A duḃairtſion riſ an tanſin, aſ do béul féin do beirim breiṫ ort, a droiċſearḃfoġantaiġ: do bí a ḟioſ agad gur duine forġruáma miſi, tógḃuſ ſúaſ an ni naċ ar ċuir mé ſíoſ, aguſ beanaſ an ni naċ ar ſíolċuir mé?

23. Ar a naḋbarſin créd fá nar ċuir tuſa mo ċuid airgid ann ſa mbanc, aguſ ar dteaċt damſa do ṫoigeuḃuinn é maille lé biseaċ?

24. Aguſ a duḃairt ſé riſ an muinn-tir do bí na ſeaſam, tógḃuiḋ uaḋ an píoſa, aguſ taḃruiḋ don té úd agá bfuil na deiċ bpíoſa é.

25. Aguſ a duḃradarſan riſ; a tiġearna, atáid deiċ bpíoſa aige.

26. Óir a deirim riḃ, * gur ab do gaċ aon agá bfuil, do béarṫar: aguſ an té ag naċ bfuil ni aige, bainfiġear de fóſ an ni atá aige. * Mat. 13. 12.

27. Aguſ fóſ taḃruiḋ liḃ an ſo na naimde úd agamſa lé nar báill miſi do ríoġaḋ óſ a gcionn, aguſ marbaiḋ am fiaḋnuiſi [iád.]

28. Aguſ ar na ráḋ ſo, do ċúaiḋ ſé rompa ag dul ſuáſ go hiárusa-léim.

29. * Aguſ tárla an tan do ḋruid ſé lé Betphage aguſ ré Betánia, láim riſ a ſliab dá ngoirtear ſliab na nolaḋ, gur ċuir ſé diaſ da deiſciobluiḃ uaḋ, *Mat. 21. 1

30. Ag ráḋ; imṫiġiḋ don baile atá aſ bur gcomair: ar ndul a ſteaċ ann dóiḃ, do ġeaḃṫaoi ſearraċ ceangailte, ar nar ſuiḋ aon duine riaṁ: ſgaoiliḋ, aguſ taḃruiḋ liḃ é.

31. Aguſ dá bfiafruiġe éin neaċ diḃ, créd fa ſgaoilti é? iſ mar ſo a déarṫaoi riſ, ar ſon go bfuil feiḋm ag an tiġearna air.

32. Aguſ ar nimṫeaċt do na teaċtaiḃ, fuáradar mar a duḃairt ſé riu.

33. Aguſ ar ſgaoileaḋ an tſearraiġ dóiḃſion, a duḃradar a tiġearnuiḋe riú; créd fá ſgaoilti an ſearraċ?

34. Aguſ a duḃradarſan, tré go bfuil feiḋm ag an tiġearna air.

35. Aguſ rugadar léo é cum Íoſa: aguſ ar dteilgean a mbrat ar a tſearraċ, do ċuireadar Íoſa air.

36. Aguſ ag imṫeaċt dóſan do leaṫnuiġeadar a néuduiġe air a ſliġe.

37. Aguſ an tan do ḋruid ſé ré caſaiġ ſléibe na nolaḋeaḋ, do tionſgain an ċuideaċta deiſciobal uile, go lúaṫġáireaċ Dia do molaḋ do guṫ mór ar ſon gaċ uile ſubailciġe dá bfacadur,

38. Ag ráḋ, iſ beannaiġe an Rí ṫig a nainm an tiġearna: ſíoṫċáin ar neaṁ, aguſ glóir ann ſna hárduiḃ.

39. Aguſ

39. Agus a dubhradar dhream áirighe don tsluagh: a mhaighisdir, tabhair achmhasán dod dheisciobluibh.

40. Agus ar bhfreagra dhósan a dubhairt sé riú: a deirim ribh, má thosdaid so, go néighfid na clocha féin.

41. Agus mar do dhruid sé a radharc na caithrach, do ghuil sé ós a son,

42. Ag rádh, ó dá naithéntá ann sa lá sa agad féin fós, na neithe bhenas ré do shiothcháin: achd atáid siád a nois folaighthe ód shúilibh.

* Mat. 21. 12. 43. Oir tiocfaid laethe ort ann a dteilgfid do naimhde díog ad thimchell, agus iona dtimchiollfaid agus iona gcumhgeochaid thú gach leath:

44. Agus do dhéanaid comhchothrom ris an dtalamh thú, agus do chlann ionad a stigh: agus ni fhúigfid cloch ar mhuin cloiche ionad: tré nar aithin tú aimsir thfiosruighthe.

45. * Agus ar ndol a steach don teampall dó, do thionnsgain sé an dream do bhí ag reic agus ag ceannach ann do chur amach.

46. Ag rádh riú, atá sgriobhtha; mo thighse, is tigh urnaighe é: achd chena do rinnebhairsi uaimh biothamhnach de.

47. Agus do bhiódh sé teagasg gach lá ann sa teampall. Agus diárradar uasaráin na sagart agus na sgriobhuidhe, agus cinn an phobuil eision do mharbhadh.

48. Gidheadh ni raibh a fhios aca créd do dhéanaidis: oir do bhí an pobal uile rodhaingeach ós éisdeacht ris sean.

CAIB. 20.

* Mat. 21. 23. AGus * tárla con do na laethibh sin, an tan do theagaisg seision an pobal ann sa teampall, agus do shearmoir sé an soisgéul, go dtangadar uasaráin na sagart agus na sgriobhuidhe, maille ris na sinnsearaibh chuige.

2. Agus do labhradar ris ag rádh; innis dúinne, cia an tughdarrás as a ndéanann tú na neithesi, nó cia thug an tughdarrás so dhuit?

3. Agus ar bhfreagra dhíosa a dubhairt sé riú, fiafroehaidh misi fós aonfhocal amháin dibhse; agus tabhraidh freagra oram.

4. Baisdeadh Eóin, ann ó neamh do bhí sé, nó ó dhaoinibh?

5. Agus do bhádarsan ag tagra eatorra féin, ag rádh: má deirmid ó neamh; déara seisean, máseadh, créd fá nar chreideabhairsi dhó?

6. Achd má deirmid, ó dhaoinibh; géubhaidh an pobal uile do chlochaibh orainn. Oir is deimhin léo gur fháidh Eóin.

7. Agus do fhreagradar nach raibh a fhios aca féin gá hás [dhó.]

8. Agus a dubhairt Iósa riú; ni mó innéosas misi dhibhsi, cia an túghdarrás as a ndéunaim na neithesi.

9. Agus do thionnsgain sé an cosamhlasa do rádh ris an bpobal: * do * Mat. 21. 33.
chuir duine áirighe fíneamhuin, agus tug sé amach do sgológuibh í: agus do bhí sé féin a gcoigcrich air fheadh aimsire faide.

10. Agus na am [féin] do chuir sé a searbhfhoghantuighe chum na sgológ ionnus go dtiobhraidís [ní] do thoradh na fíneamhna dhó: achd do ghabhadar na sgológa ós, agus do chuireadar folamh uátha é.

11. Agus do chuir sé searbhfhoghantuighe eile uadh a ris: achd ar ngabháil ós sin leis, agus ar dtabhairt easonóra dhó, do chuireadar folamh uáth é.

12. Agus na cheann sin do chuir sé an treas [searbhfhoghantuighe] uadh: achd do chuireadarsan amach an téssin leis ar na lot.

13. Achd a dubhairt tighearna na fíneamhna, créd do dhéana mé? cuirfidh mé mo mhac gradhach féin [chuca]: do bhéradhir an tan do chifid é, go dtiobhraidis onóir dhó.

14. Agus ar na fhaicsin do na sgológuibh, do labhradar eatorra féin, ag rádh: a sé so an toighre: tigidh, marbham é, ionnus go mbiadh a noighreas aguinn féin.

15. Agus ar na theilgean don taobh amach don fhíneamhain, do mharbhadar [é.] Ar a nadhbharsin créd do dhéana

nas tighearna na fíneamhna riú súd?
16. Tiocfaidh sé agus sgriosfaidh
sé na sgológa úd, agus do béura sé
a fíneamhain do dhaoinibh eile. Agus an
tan do chúaladarsan [so,] a dubhra-
dar: nár léige Dia sin.
17. Agus ar bfeachain dósan orrtha a
dubhairt sé: másedh créd é an ni so atá
sgriobhtha: * an chloch do dhiúltadar na
* Psalm. 118.22. saoir, is di so do rinnedh cenn an chu-
áinne?
18. Gidh bé duine tuitfeas ar an
gcloich úd, do dhénthar gremanna dhe: a-
gus gidh bé duine ar a dtuitfidh si, do
dhéna si luaithred dhe.
19. Agus diárradar uasaráin na
sagart agus na sgriobhuidhe láma do
chur ann san ar a nuair sin féin: as do bhí
eagla an phobail orrtha: oir do aithnig-
dar gur ab na naghaidh féin a dubhairt sé
an chosamhlachtsa.
20. Agus ag tabhairt aire ris, do
chuiredar lucht brátha do léigfedh orrtha
féin a bheith na bfireun: ionnus go ngre-
mócaidís ar a chomhrádh, do chum a thab-
artha do chumhas agus dhughdarrás a
nuasaráin.
21. Agus dfiafraighedar dhe, ag
* Mat. 22. 16. rádh: * a mhaighistir, atá a fhios againne
gur cert labhras tú, agus theagaisg-
eas tú, agus nach bfuil cion agad ar
persain éandhuine, as go dteagasgann tú
slighe Dé do réir na firinne:
22. An cedhuightech dhúinne cíos do
thabhairt do Shésar, nó gan [a thabhairt?]
23. Agus tug seisen a mebhail dá
aire, agus a dubhairt sé riú; créd fá
gcuirthí cathughadh oram?
24. Taisbenaidh dhamh pighinn: cia ar
leis a niomháigh agus an sgribhinn atá
uirthe? agus ar bfreagra dhoibhsion a
dubhradar; lé Sésar.
25. Agus a dubhairt seision riú: ar
a naobharsin, tabhraidh do Shésar, na
neithe is lé Sésar: agus na neithe is
lé Dia, do Dhia.
26. Agus níor fhédadar gremughadh
ar a bhriathra a bfiadhnaisi an phobail:
agus ag dénamh iongantais ann a fre-
gartharsion, do thostadar.

27. * Agus ar dteacht do dhruing do * Mat. 22. 23.
na Saduceuchaibh chuige, (noch sénas a
neiseirghe do bheith ann) dfiafruighedar
dhe,
28. Ag rádh; a mhaighistir, do
sgriobh Maoise dhúinn, dá bfaghadh dearb-
brathair duine ar bith bás, agá mbiá bean
pósda, agus go bfuigedh sé bás gan
chloinn, go ngéubhadh a dhearbhrathair chuige
an bhean, agus go dtóigeubhadh sé sliocht
dá dhearbhrathair.
29. Ar a naobharsin do bhádar
moirseisior dearbhrathar ann, agus ar
ngabháil mná chuige don chéadfear, fuair
sé bás gan chloinn.
30. Agus do ghabh an dara dearb-
rathair chuige an bhean, agus fuair seision
leis bás gan chloinn.
31. Agus do ghabh an treas dearb-
rathair chuige í: agus mar an gcédna
an móirseisior; agus níor fhágbadar
clann, agus fuaradar bás.
32. Agus a ndiaigh cháich uile fuair
an bhean bás mar an gcédna.
33. Ar a naobharsin ann sa neis-
éirghe, cia aca súd dá madh bean í? oir
do bhí sí ag an móirseisior na mnaoi.
34. Agus ag freagra, a dubhairt
Iósa riú: pósaid clann an tsaoghailsi
mná, agus do beirthear dfearaibh iad:
35. As chena an dream measfaidhthear
gur fiú iad an saoghal úd, agus eis-
éirghe ó na marbhaibh dfaghail, ni pósaid
mná agus ni tugthar dfearaibh iad:
36. Oir ni héidir léo bás dfaghail
ni sa mó. Oir ataid siád mar na
haingle, agus na gcloinn ag Dia, ar
mbeith na gcloinn ag a neiseirghe.
37. As go neineochadh na mairbh, do foill-
sigh * Maoise leis ag an dos, an tan * Exod. 3. 6.
do ghoires sé don tighearna Dia Abra-
ham, agus Dia Isaac, agus Dia Iácob.
38. Oir ni hé Dia na marbh é, as
na mbéo: oir ataid siád uile na mbeath-
aigh dhósan.
49. Agus ar bfreagra do dhruing
do na sgriobhuidhibh a dubhradar: a mhai-
ghistir, is maith a dubhairt tú [sin.]
40. Agus níor lamhadar ó sin suas
ni ar bith fiafruighe dhe.

* Mat. 22. 42. 41. Agus a dubhairt sé riú: * cionnas a deirid siád gur mac do Dháibhi Criosd?

42. Agus a deir Dáibhi féin a leabhar na salm: * a dubhairt an tighearna rém thighearnasa, suidh ar mo láimh deis, (* Psalm. 110.1.)

43. No go gcuire mé do námhuid na sdól fád chosaibh?

44. Ar a nadhbharsin goirid Dáibhi tighearna dé, agus cionnas is mac dó é?

45. Agus a néisdeacht an phobuil uile, a dubhairt sé ré na dheisciobluibh féin,

* Mat. 23. 5. 46. * Tabhruidh aire dhaoibh féin ó na sgriobhuidhibh, len ab áil siobhal a róbuidhibh fada, agus lé nab ionmhuin fáiltighe ar na marguidhibh, agus na céidionuid suidhighthe ann sna coimhthionóluibh, agus na cédchuibhrinn ann sna fleasduibh:

47. Noch shluigeas tighthe na mbaintreabhach, agus sin fós ar sgáth bheith go fada ag urnuighe: do gheabhuid so an damnadh is truime.

## CAIB. 21.

* Mar. 12. 41. Agus ag féchain dó, * do chunnairc sé na daoine saidhbhre ag cur a dtiodhlaicedh a náit coimhéuda an chisde.

2. Agus do chunnairc sé fós baintreabhach bhocht áiridhe, ag cur dá leith feóirlinn ann.

3. Agus a dubhairt sé, a deirim ribh go firinneach, gur ab mó do chuir an bhaintreabhach bhochtsa ann, ná cách uile.

4. Oir is do niomarcaidh atá aca, thugadar so uile tiodhlaice do Dhia: acht do chuir sisi dá bochtas féin a beatha uile ann.

* Mat. 24. 1. 5. * Agus a dubhairt sé ré druing áiridhe do bhí ag labhairt ar an dteampall: tré go raibh sé ar na dheaghmaisiughadh do chlochaibh áille, agus do thiodhluicthibh.

6. Iádso do chithise, tiocfaidh laethe ann nach bhfuighfighthear cloch ar chloich díobh, nach sgaoilfighthear ó chéile.

7. Agus dfiafruighedar de ag rádh; a mhaighisdir, cia an uair bhéid na neithesi? agus créd é an comhartha [bhiás ann] an tan do dhéantar iád so?

8. Acht a dubhairt seision, féchaidh nach mealltar sibh: oir tiocfaidh mórán am ainmsi, ag rádh; is misi é: agus do dhruid a naimsir linn. Ar a nadhbharsin ná leanuidh iád.

9. Agus an tan do chluinfidhe cogtha agus buaidhearta, ná bíodh eagla oruibh: oir is éigin iád so do theacht ar tús, acht ní deireadh é fós.

10. A dubhairt sé riú an tansin; * éireóchaidh cineadh a naghaidh cinidh, agus rioghacht a naghaidh rioghachta: * Mat. 24. 7.

11. Agus béid creatha móra talmhan a mórán dáitibh, agus gorta, agus plágha, agus neithe uáthbhásacha, agus comharthuighe móra ó neamh.

12. Acht rompa so uile, cuirfid siád láma ionnuibhsi, agus géirleanfaid [sibh,] dá bhar dtabhairt do na coimhthionolaibh, agus do na priosúnuibh, dá bhur mbreith chum ríghthe, agus chum uachtarán, ar son manmasa.

13. Acht teigeamhuidh so dáoibhse mar fhiadhnuisi.

14. * Ar a nadhbharsin, daingnidhidh * Mat. 10.
ann bhar gcroidhthibh gan a smuáintiughadh 19.
roimhe láimh cionnas do fhreagóradh sibh ar bhar son féin,

15. Oir do bhéara misi béul dáoibh, agus eagna nach budh héidir lé bhur neasgcáirdibh uile labhairt, nú cur na haghaidh.

16. Agus braithfidhtear sibh fós ó bhar naithreachaibh, agus ó bhar máithreachaibh, agus ó bhar ndearbhráithreachaibh, agus ó bhar ngaoltuibh, agus ó bhar gcáirdibh: agus do bhéaruid fá deara cuid dibh do chur chum báis.

17. Agus biáidh fuath ag gach uile dhuine dhaoibh ar son manmasa.

18. * Acht ní racha ruáinne do ghru- * Mat. 1
aig bhar gcinn a mugha. 30.

19. Sealbhuighidh bhar nanmanna féin lé bhar bhfoighid.

20. * Agus an tan do chifi Ierusa- * Mat.
lem ar na timchellughadh ó shluáguibh, bíodh 15.
a fhios aguibh an tansin gur ab fogas a fásughadh.

21. An

21. An sin an dream biás a tTir
Iudaiġe, teiṫeaḋ siád fá na sléiḃtiḃ:
agus an luċt biás ann a lár, imdiġeaḋ
siád aisde: agus an dream biás ar na
maċairiḋiḃ, ná héirġeaḋ siád a steaċ
innte.
22. Oir a siád so laeṫe an dio-
ġaltuis, ionnus go gcoimlionfuiḋṫe na
huile neiṫe atá sgriobṫa.
23. Agus buḋ truáġ do ná mnáiḃ
biás torraċ, agus ag oilemhuin ann sna
laeṫiḃ úd. Oir biáiḋ riaċtanas romór
ann sa dúṫċe, agus fearg ris an bpo-
bal sa.
24. Agus tuitfid lé faoḃar an
ċloiḋim, agus béartar a mbraiġdeanas
iád ċum na nuile ċiniḋeaċ: agus biáiḋ
Iarúsalém ar na saltairt fói na cin-
deaċa. No go gcoimlíontar aimsearaċa
na gciniḋeaċ.
*Mat. 24. 29. 25. * Agus béid comṫarṫuiġe ann
sa ngréin, agus ann sa ngealaiġ, agus
ann sna reultannuiḃ: agus combrúġaḋ
na gciniḋeaċ ar an dtalam tré uaṫ-
bás, ag buirfiġ don fairge agus do na
tonnuiḃ.
26. Agus raċa a nanam as na
ddáoiniḃ tré eagla agus tré beiṫ ag
feiṫeaṁ ris na neiṫiḃ ṫiocfas ar an
domhan. Oir croiṫfiṫear cumaċta neime.
27. Agus ann sin do ċifid mac an
duine ag teaċt a néull maille lé cum-
aċta, agus lé gloir móir.
28. Agus an tan ṫionsgóntar na
neiṫesi do ḋéanam, féuċaiḋ suás agus
tógbhaiḋ bhar gcinn, oir is fogus dóiḃ
bhar bfúasglaḋ.
29. Agus a dubhairt sé an ċo-
samhlassa riu; féuċaiġ an crann fige
agus na huile ċrann.
30. An tan sgeiṫid [a nduilleabhar]
agus na faicsin dóiḃsi aiṫeantaoi uáiḃ féin
gur fogus an samhraḋ an sin.
31. Is mar sin dóiḃsi an tan do
ċisi na neiṫesi ḋéanta, bioḋ a fios
agaiḃ gur ab fogus atá rioġaċt Dé.
32. A deirim riḃ go firinneaċ, naċ
raċa an ḋinisi ṫort nó go ndéantar na
neiṫesi uile.
33. Raċaid neaṁ agus talaṁ ṫort,
as ni raċaid mó bhriaṫrasa ṫort go
braṫ.
34. As tabhruiḋ bhur naire dóiḃ féin,
deagla go mbiaḋ siḃ tromċroiḋṫeaċ uáir
ar biṫ ó ċraos agus ó meisge, agus
ó roċúramuiḃ na beaṫasa: agus go
dtiocfaḋ an lá úd go hobann oraiḃ.
35. Oir tiocfa sé mar dul ar na
huile ḋáoine dá náitriġeann ar uasar
na talman uile.
36. Ar a nadhbharsin déanuiḋ faire,
ag guiḋe gaċ uile uáir ionnus go
measfuiġ gur fiú siḃ dul as ó na nei-
ṫiḃsi uile atá ċum teaċta, agus go seas-
ṁoċaḋ siḃ a bfiaḋnuisi mic an duine.
37. Agus do bioḋ sé teagasg sa
ló ann sa tempall: as ann sa noiḋċe
ar nimṫeaċt dó amaċ, do ċoṁnuiġeaḋ sé
ar a tsliaḃ dá ngoirṫear [sliaḃ] na
nolaḋeaḋ.
38. Agus do ṫigeaḋ an pobal uile
ċuige go moċ, déisdeaċt ris ann sa tem-
pall.

## CAIB. 22.

AGus * do ḋruid féusda a na- *Mat. 26. 2.
rain gan laibhin [riú,] dá
ngoirṫear an Cháisg:
2. Agus do bi uasa-
rain na sagart agus na sgriobhuiḋe
ag iarruiḋ cionnus do muirfidis eision:
oir do bi eagla an pobuil orrṫa.
3. * As do ċuaiḋ Sátan a Niúdas *Mat. 26.
dar ċomainm Iscairiot, do bi do ndhuine 14.
an dá fear deug.
4. Agus ar nimṫeaċt amaċ dó, do
labhair sé ris na hárdsagartaiḃ, agus
ris na húasaránuiḃ, cionnas do braiṫ-
feaḋ sé eision dóiḃ.
5. Agus do ġab lúaṫġáire iád-
san: agus do riġneadar ċunnraḋ ris, air-
geaḋ do ṫabhairt dó.
6. Agus do ġeall seision [sin],
agus diárr sé faill ar eision do braṫ
dóiḃ an tan naċ biaḋ an pobal a láṫair.
7. * As ṫáinic lá a narán gan *Mat. 26.
laibhin, ann ar béigin an [túan] Cáisg do 17.
marbhaḋ.

8. Agus do chuir [Iósa] Peadar a-
gus Eóin uadh, ag rádh: imthighidh, agus
ullmhuighidh dhúinn an [tuan] Cásg do chum
go niosmaois [é.]
9. As a dubhradarsan ris, cia a
nait an a toil leat sinn dá ullmhughadh?
10. Agus a dubhairt sé riú; féuch,
tar éis dul a steach sa chathraigh dhaoibh,
teigéimhidh duine áirighe oraibh ag iomchar
soightigh uisge, leanaidh é don tigh iona
racha sé a steach.
11. Agus abraidh ré fear an tighe;
a deir an maighistir riot, cáit a bhfuil
an loisdin iona niósa mé an Chaisg
maille rem dheisciobluibh?
12. Agus taisbéanaidh seision dhaoibh
seómra mór deaghmhaisioch: ullmhuighidh an
sin é.
13. Agus ar nimtheacht dhóibhsion fú-
aradar mar a dubhairt seision riú: a-
gus dullmhuigheadar an Chaisg.
* Mat. 26. 20. 14. * Agus an tráth tainic an tam,
do shuidh sé síos, agus a dhá dheisciobal
déag maille ris.
15. Agus a dubhairt sé riú; do bhi
fonn romhór oram an Cháisgse do chai-
theamh maille ribhsi sul fhuileongas mé.
16. Oir a deirim ribh, nach iósa me
de ní as mó, nó go gcoimhliontar é a
rioghachd Dé.
17. Agus ar ngabháil an chupáin
chuige, ar mbreith buidheachais dó, a dubhairt
sé; glacaidh so, agus roinnidh eadruibh é.
18. Oir a deirim ribh, nach iobhta mé
do thoradh na fíneamhna, nó go dtí rio-
ghachd Dé.
* Mat. 26. 36. 19. * Agus ar ngabháil a naráin
chuige, ar mbreith buidheachais dó, do
bhris, agus tug sé dhóibhsean é, ag rádh;
a sé so mo chorpsa, do bheirthear ar bhur
sonsa: déanaidh so mar chuimhne oramsa.
20. Agus mar an gcéadna an cu-
pán fós, tar éis suipéir, ag rádh; [a
sé] an cupánsa an tiomna nua am
fhuilsi, dhoirtear ar bhar sonsa.
* Mat. 26. 21. 21. * As chena, féuch, lámh an té
bhraitheas misi am fochair ar an mbórd.
22. Agus imthighidh mac an duine go
deimhin, do réir mar do hórduigheadh: gidh-
eadh is mairg don duine úd lé mbraithear é.

23. Agus do thionnsgnadarsan a
fiafruighe eatarra féin, cia aca bhiadh ar
ti so dhéanamh.
24. Agus fós do éirigh impreasain
eatarra, cia aca measfuighthe bheith ni
as mó.
25. * As a dubhairt seision riú; * Mat. 20. 25.
atá tighearnas ag rightibh na gcinidheach
orrtha, agus an dream agá bhfuil cum-
hachta orrtha, goirthear daoine flaitheamhla
díobh.
26. As ni mar sin dhaoibhse: as an
té as mó eadruibh, bíodh sé mar an té is
luga, agus an té is áirde eadruibh mar
an té do ní miniostralas.
27. Oir cia aca is mó, an té su-
idheas ar an mbórd, nó an ti do ní frio-
tholamh? a né nach é an té suidheas? as
atáimsi eadruibhse mar an té do ní
friotholamh.
28. Agus is sibhsi do fan am fochair
an mo chathuighthibh.
29. Ar a nadhbharsin órduighim dhaoibh-
si rioghachd, mar do órduigh máthair féin
damhsa.
30. Ionnus go niosdaoi agus go ni-
obhdhaoi ar mo bhórdsa am mo rioghachd
féin, * agus go suidhfi ar chaithreachaibh * Mat. 19. 28.
ag breith breithe ar an dá treibh déug Is-
rael.
31. Agus a dubhairt an tighearna; a
Shimoin, a Shimoin, féuch, * diarr Sá- * 1 Phead. 5.8.
tan sibhsi le bhar gcáthadh, mar chruith-
neacht:
32. As do ghuidh misi ⁊ do shonsa,
ionnus nach dtrághtfeadh do chreideamh: a-
gus ⁊ bhfilleadh uait éigin dhuitse, neartuigh
do dhearbhraithreacha.
33. Agus a dubhairt seision ris; a
tighearna, atáim ullamh ⁊ dul leatsa chum
priosúin, agus chum báis leis.
34. As a dubhairt seision; * a dei- * Mat. 26.
rim riot a Pheadair, nach goirfe an coileach 34.
a niu, nó go sséna tú trí huaire go bhfuil
aithne agad oramsa.
35. Agus fós a dubhairt sé riú,
* an tan do chuir mé uaim sibh gan spa- * Mat. 10. 9.
rán, ná mála, ná bróga, an raibh easbh-
aidh éin neithe oraibh? agus a dubhra-
dar san, ni raibh.
36. Ar

36. Ar a naḋbharsin a dubhairt sé riú; as a nois, gidh bé agá bfuil sparán tógbhaḋ sé é, agus a mála mar an gcédna: agus gidh bé ag nach bfuil, reacaḋ sé a brat, agus ceannchaḋ sé cloiḋem.

37. Oir a deirim rib, gur ab éigin fós an ni atá sgriobhtha do ċoimlionaḋ ionnamsa; * agus atá sé ar na ċomáireṁ a mesg na ndaoine coirrteċ: oir na neiṫe úd atá am ṫaoibhse, atá deireaḋ aca. *Isai. 53. 12.

38. As a dubhradarsan; a ṫigerna, féuċ, dá ċloiḋem ann so. As a dubhairt seision riú; is lór sin.

39. * Agus ar nimṫeaċt amaċ dó, do ċuaiḋ sé do réir a ġnáṫuiġṫe go sliaḃ na nolaḋeaḋ: Agus fós do lenadar a deisciobuil é. *Mat. 26. 36.

40. * Agus an tan ṫáinic sé ċum na háite, a dubhairt sé riú; dénuiḋ urnuiġe ionnus nach dteigemaḋ sib a ccáṫuġaḋ. *Mat. 26. 41.

41. Agus do tairrngeaḋ eision uáṫa, a dtimċell urċair cloiċe, agus agá leigen ar a ġlúinib, do riṅne sé urnuiġe,

42. Ag ráḋ; a aṫair, mas toil leat, cuir an cupánsa ṫoram: as ċena nar ab í mo ṫoilsi, acht do ṫoilsi do dhénthar.

43. Agus do taisbénaḋ dó aingel ó neṁ dá ċomfurtachas.

44. Agus ar mbeiṫ a nanbuáin ṁoir dósan, do riṅne sé urnuiġe ni as diṫċiolluiġe. Agus do bi a allas mar braonna fola ag tuitim ar talam.

45. Agus an tan déiriġ sé ó urnuiġe, ṫáinic sé ċum a ḋeisciobal, agus fuáir sé na gcodlaḋ iád tré ṫuirsi.

46. Agus a dubhairt sé riú, créd fa gcodaltaoi? éiriġiḋ, agus dénuiḋ urnuiġe, do ċum nach dtuitfeaḋ sib a gcaṫuġaḋ.

47. Agus ag labhairt dó fós, féuċ an slúaġ, agus an té dá ngoirthi Iúdas, aon don dá fer dheug, ag gabháil rompa, agus do ḋruid sé ré hIósa do tabhairt póige dó. *Mat. 26. 47.

48. Agus a dubhairt Iósa ris; a Iúdais, an lé póig braiṫeas tu mac an duine?

49. Agus an tan do ċunncadar an drem do bi na ṫimċellsan an ni do bi ag teacht, a dubhradar ris; a ṫigerna, an mbuáilfem le ċloiḋem?

50. Agus do búail fer diob serḃḟoganṫuiḋe a nárdsagairt, agus do ben sé a ċluas ḋeas de.

51. As do ḟreagair Iósa, agus a dubhairt: fulngiḋ go soiṫe so. Agus ar mbuáin ré na ċlúais súd, do ṡlánuiġ sé é.

52. Agus a dubhairt Iósa ris na hárdsagartaib, agus uachtaránuiḃ an tempuill, agus na seanóiraib ṫáinic ċuige; an dtangabhair amaċ lé cloiḋimṫib agus le bataiḋib amhail ċum bioṫamhnuiġ?

53. An tan do bi mé gach lá agaib sa tempall, nior ṡinebhair láṁa dam: acht a si so bhar nuairsi, agus cumhachta an doirċadhuis.

54. * As ar mbreiṫ airsion rugadar léo é, go tiġ an árdsagairt. Agus do len Pedar a bfad uaḋ [é.] * Mat. 26. 57.

55. * Agus an tráṫ do lasadar teine ar lár a halla, agus do ṡuiġedar na timċioll a bfoċair a ċéile, do ṡuiḋ Pedar etarra. * Mat. 26. 69.

56. Agus an tan do ċunnairc cailin áiriġe é na ṡuiḋe ag an teiniḋ, ar bféċain go géar dí air, a dubhairt sí, do bi an fersa fós na ḟoċair súd.

57. Agus do ṡéun seision é, ag ráḋ; a ben, nior aiṫnid dam é.

58. Agus began na diaiġ sin, ar na ḟaicsin do neaċ eile, a dubhairt sé; agus is diob súd ṫusa fós: as a dubhairt Pedar; a duine, ni diob misi.

59 Agus a dtimċell aonuaire amháin na diaiġ sin, do ḋerbhuiġ neaċ áiriġe eile, ag ráḋ; go firinneaċ do bi an tesi leis na ḟoċair súd: oir is galiléaċ é.

60. As a dubhairt Pedar, a duine ni bfuil a ḟios agam créd a deir tú. Agus ar an mball an fad do bi sé ag labhairt, do ġoir an coileaċ.

61. Agus ar gcasaḋ don tigerna

dféuċ

dfeuċ sé ar Phedar: agus do ċuim-
nigh Pedar ar ċomrádh an tighearna,
cionnas a dubhairt sé ris, sul goirfes
an coileach, séanfaidh tu mé trí huaire.
62. Agus ar ndol amach do Phe-
dar, do ghuil sé go ger.
63. Agus na daoine do ċoimhéid Iosa,
do rinnedar fonómad fái, dá bhualadh:
64. Agus an tan do folaigheadar
é, do bhuailedar a aghaidh, agus dfia-
fraigheadar de, ag rádh; déana faighe-
dóireacht, cia buail tú.
65. Agus a dubhradar mórán do
neiṫibh eile na aghaidh dá mhaslughadh.
*Mat.27.1 66. * Agus mar dèirigh an lá, do
ċruinnighedar sinsir an pobail, agus na
hárdsagairt, agus na sgriobhaidhe, a
bfoċair a ċéile, agus tugadar eision
ċum a gcomhairle féin,
67. Ag rádh; an tusa Criosd?
innis dúinne. Agus a dubhairt seision
riú: má innisim dóibh, ni ċreidfidhe [mé.]
68. Agus fós ma fiafraighim [ni
dibh] ni tiobharthaoi freagra orm, agus
ni léigfi uáibh [mé.]
69. O so amach biaidh mac an duine
na suidhe ar deis ċumhaċta Dé.
70. Agus a dubhradar uile ris;
mar sin an tusa mac Dé? agus a
*Mar. 14. dubhairt seision riú; * a deirtísi gur
62. ab mé.
71. As a dubhradarsan, créd é an
riachtanus fiadhnaise atá orainn feasda:
oir do ċualamar féin as a bhéul féin é.

---

## CAIB. 23.

Agus ar néirghe dá ccoimhtio-
nól uile, rugadar ċum Pi-
oláid é.
2. Agus do tionnsgnad-
ar cúis do ċur air, ag rádh;
fuaramar an fear sa ag iompódh ar gci-
nidh; agus ag toirmeasg ciosa do
tabhairt do Shésar, ag rádh gur ab é
féin Criosd an Rí.
*Mat. 27. 3. * Agus dfiafraigh Pioláid de,
11. ag rádh; an tusa Rí na Niudaighe? 7
ar bfreagra dósan a dubhairt sé ris; a
deir tusa sin.
4. Agus a dubhairt Pioláid ris na
hárdsagartaibh agus ris a tsluagh;
ni fagaimsi cúis ar bith ann a bfearsa.
5. As do ṫeannadarsan orrtha, ag
rádh; buáidhridh sé an pobal, ag te-
gasg ar fedh tíre Iúdaighe uile, ag
tosughadh ón Ghalilé go soiṫe so.
6. Agus mar do ċualaidh Pioláit
tesh tar an Ngalilé, dfiafraigh sé de
nar Ghaliléach é.
7. Agus an tan daitin sé gur ab
fá ċumhachtaibh Iorúait do bhí sé, do ċuir
sé ann ais é ċum Iorúaid, do bhí a Ni-
urusalém ann sna laeṫibh sin.
8. Agus ar bfaicsin Iósa do Io-
rúaid, do ghab lúathgháire mór é: oir
do bhí fonn ann ré fada eision dfaicsin
do bhrígh go gcualaidh sé mórán ann: agus
do bhí dóchas aige go bfaicfeadh sé com-
tharrtha éigin ar na dhéanamh leis.
9. Agus dfiafraigh sé mórán do
ċeasdannaibh de: as ni tug seision fre-
gra ar bit ann.
10. Agus do sheasadar na hárd-
sagairt agus na sgriobhaidhe ag déanam
casaoide ann go dithċiollach.
11. As tug Iorúaid maille ré na
lucht coguidh tarcuisne ann, agus do rin-
nedar fonómad fái, agus ar na éadughadh
le héadach gheal, do ċuiredar ċum Pioláid
a ris é.
12. Agus an lá sin féin, do rinneadh
Iorúait agus Pioláid na gcáirdibh dá
ċéile: oir do bhádar na naimhdibh agá
ċéile roimhe sin.
13. * Agus ar ngairm na nárdsa- *Mat. 27.
gart agus na nuasal, agus an po- 23.
bail do Phioláid,
14. A dubhairt sé riú; tugabhair ċu-
gamsa an duinesi, mar neach iompóidhes
an pobal: agus féuċ, ar gceasdughadh
ris damhsa ann bhar bfiadhnaisi féin, ni
fuair mé coir ar bith ar a duine do na
neiṫibh agá ndéantaoisi casaoid air:
15. Agus fós ni fuair Iorúaid: oir
do ċuir mé ċuige sibh, agus féuċ, ni
dhearnadh ní ar bith leis do thuilleadh bás.
16. Ar a nadhbharsin ar na smach-
tughadh leigfidh mé uáim é.
17. Oir dob éigin dó neach éigin do
leigean

leigen amach dhóibh an sa bhféasda :
18. As do éiġ an ċoimṫionól uile,
ag ráḋ : beir uáinn an feársa, agus
sgáoil dúinne Barrabas ;
19. Do bí ar na ċur a bpriosún
tre ċeinnġ áiriġe, agus tri ṁarbaḋ
do rinneḋ an sa ċaṫraiġ.
20. Ar a naḋbarsin do labair Pio-
láid riú a ris, ar mbeiṫ fonnmar dó ar
Iosa léigen uáḋ.
21. As do éimġeadarsan a ris, ag
ráḋ ; croċ, croċ é.
22. Agus a dubairt sé riú an tres
uáir ; as créud é an tolc do rinne
sé? ní fuáir misi cúis báis ar biṫ ann:
ar a naḋbarsin ar na smasuġaḋ léig-
fiḋ mé amaċ é.
23. As do seasadarsan go cruáiḋ
na aġaiḋ lé gotannaib móra, ag iárraiḋ
eision do ċroċaḋ : agus do buaiḋeadar
a ngoṫasan agus [gota] uasarán na
sagart.
24. Agus rug Pioláid do breiṫ
an ní diárradarsan do dénam.
25. Agus do leiġ sé amaċ ċuca
an té do teilgeḋ a bpriosún ar son
ceannaiġe, agus marbṫa, noċ do iárra-
dar: agus tug sé Iosa dá dtoilsi-
on.
*Mat. 27. 32. 26. * Agus an tan do rugadar
léo é, ar mbreiṫ ar Shirénaċ áiriġe
[dar bainm] Simon, do bí ag teaċt ón
túaiṫ, do ċuireadar an ċroċ air dá hiom-
ċar a ndiaiġ Iosa.
27. Agus do lean cuideaċta mór don
ṗobal agus do na mnáib é, do bí fós
ag gul agus dá ccáoineaḋsan.
28. Agus ar bfilleḋ ċuca a dub-
airt Iosa : a ingeana Iárusaléim, ná
guiliḋ ar mo sonsa, as guiliḋ ar bar
son féin, agus ar son bar gcloinne:
29. Oir féuċ, tiocfaiḋ na laeṫe
iona naibeórṫaiḋ siád: [is] beannuiġṫe
na mná seasga, agus na broinn naċ
ar tuismiḋ, agus na cíoċa naċ dtug
bainne uaṫa.
*Isai. 2. 19. Osea. 10. 8. 30. * An sin tionnsgnaid a ráḋ
ris na sléibtib; tuitiġ orainn: agus
ris na cnocaib, folaiġe sinn.
*1 Phead. 4. 17. 31. * Oir má nid siád na neiṫesi
ris an ccrann úr, créd do dénṫar ris
an ccríon ?
32. * Agus fós tugaḋ diás eile *Mat. 27. 38.
meirleaċ dá ccur ċum báis na ḟoċair-
sion.
33. Agus an tan tangadar do
ṁonaḋ dá ngoirṫear áit na cloigne, do
ċroċadar an sin é féin, agus na meir-
liġ : fear air a deis, agus fear eile air a
[láim] ċlé.
34. Agus a dubairt Iosa ; a aṫair,
maiṫ dóib: oir ni bfuil a fios aca créd
do nid siáḋ. Agus ag roinn a éadai-
sion, do teilgeadar crannċar [orrṫa.]
35. Agus do seas an pobal ag
féċain [air.] Agus do rinneadar na hu-
asarain leis fonómaḋ fái maille riu-
san, ag ráḋ ; dfoir sé ar dáoinib eile,
foiriḋ sé air féin, mas é so Críosd do
ṫoġ Diá.
36. Agus fós do rinneadar na saiġ-
diuiriġ fonómaḋ fái, ag druid ris, a-
gus ag tairgsin bineigre dó :
37. Agus ag ráḋ ; mas tusa Rí
na Niúduiġeaḋ, foir ort féin.
38. Agus fós do bí sgríbneóireaċt
sgríobṫa ós a ċionn do litreaċaib gréi-
gis, agus laidni, agus ebrais, A SE
SO RI NA NIUDUIGHEADH.
39. As do bí ḟon do na meirleaċaib
do croċaḋ, dá ṁasluġaḋ, ag ráḋ ;
más tú Críosd foir ort féin agus
orainne.
40. Agus ar bfreagra don ḟear
eile, do spreag sé é, ag ráḋ ; a né
naċ bfuil eagla Dé ort, agus tú fa
ḋondamnaḋ ris ?
41. As sinne go deiṁin go ceart:
(oir fuáramar na neiṫe do tuilleadar
ar ngníomarṫa): as ni dearna an tési
olc ar biṫ.
42. Agus a dubhairt sé re Hi-
ósa ; a thighearna, cuimnigh oram-
sa an tan thiocfas tú ad ríoghas
féin.
43. Agus a dubairt Iosa ris ; a
deirim riot go firinneaċ, go mbiá tú am
ḟoċair a niu a bPárrṫas.
44. Agus do bí sé a dtimċeall an
seiseḋ huáir, agus do rinneḋ dor-
ċadas

ċadas ar an dtalam uile gus a nnó-
maḋ huair.

45. Agus do dorċuigheaḋ an ġrian, agus do briseaḋ brat roinnte an teampuill ann a lár.

* Psal. 31. 5. 46. * Agus ar néigheam dhiosa do ġuṫ mór, a dubhairt sé; a aṫair, tiobram mo spiorad ann do lámhaibhsi. Agus an tan a dubhairt sé na neiṫesi, do ċuaidh a spiorad as.

47. Agus an tráṫ do ċonnairc an Caiptin an ni do rinneaḋ, tug sé gloir do Dhia, ag ráḋ; go firinneaċ budh fíréan an duinesi.

48. Agus an pobal uile táinic a ccoinne dá ffeaċainsion, a nuair do ċonncadar na neiṫe do rinneaḋ ann, ag búaladh a nuċta, do filleadar iad a nais.

49. Agus do seasadar a ndaoine aiṫġeanta a bfad [uaḋ,] ⁊ na mná do lean é ón Ghalilé, ag féċain ar na neiṫibhsi.

* Math. 27. 57. 50. Agus féuċ, * táinic fear dar bainm Ióseph, do bhí na ċomairleaċ, na dhuine maiṫ, agus na fhíréan:

51. Naċ ar ċomhtaig dá gcomhairle, ná dá ngniom súd, ó Arimátéa caṫair do ṫir Iudaighe; agá raibh súil fós ré rioghaċd Dé:

52. Ar ndul dó so ċum Piolaid iarrais sé corp Iosa.

53. Agus ar na búain a nuas dó, do ċuir sé línéadaċ na ṫimċeall, agus do ċuir sé a dtúama do bhí ar na ṫoċailt a gcarraic é, ann naċ ar cuireaḋ con-duine roimhesion a riamh.

54. Agus do bé sin lá a nullmhuighṫe, agus do bhí an tsábóid ag druidim riú.

55. Agus fós na mná do lean é, ⁊ táinic leis ón Ghalilé, do ċuncadar an túama, agus cionnas do bhí a ċorpsan ar na ċur.

56. Agus ar bfilleaḋ dóibh dullmhuigheadar spíosraidhe deaghbhaluidh, agus uinnméntighe: agus do ċomhnuigheadar lá na sábóide do réir na haiṫne.

## CAIB. 24.

Agus * an ċéadlá don tseaċtmhuin tangadar go romoċ ċum an túama, ag tabhairt leó na neiṫeaḋ deaghbhaluidh dullmhuigheadar: agus mná áirighe [eile] maille riú. * Mat. 28. 1.

2. Agus fúaradar an ċloċ ar na hiomlat ón túama:

3. Agus ar ndul a sdeaċ dóibh, ni fúaradar corp an tighearna Iosa.

4. Agus tárla gur ġab uaṫbhás iad fán ni sin; agus féuċ, do seasadar diás fear na naice a néadaighibh dealruighteaċa:

5. Agus ar ngabháil eagla dóibhsion, agus ar gcromadh a naighṫe ċum na talman, a dubhradarsan riú; créud fá niarrṫaoi eidir na marbhuibh, an té atá beó?

6. Ni bfuil sé ann so, ar eirigh sé. * Cuimhnighidh mar a dubhairt sé féin ribh an feadh do bhí sé fós ann sa Ghalilé, * Mat. 17. 23.

7. Ag ráḋ, is éigin mac an duine do ṫabhairt a lámhuibh daoine peaċaċ, agus a ċroċadh, agus a eiseirghe an treas lá.

8. Agus do ċuimhnigheadarsan ar a briaṫraibhsion.

9. Agus ar bfilleaḋ ón túama dfoillsigheadar na neiṫesi uile don éinfhear déag, agus do ċáċ eile uile.

10. As a si Muire Mhagdalén, agus Ioanna, agus Muire [maṫair] Shéumais, ⁊ na mná eile do bhí maille riú, dinnis na neiṫesi do na hapstoluibh.

11. Agus do measadarsan a mbriaṫra mar samhuil ceille, agus níor ċreideadar dóibh.

12. * Agus ar néirghe do Phedar do riṫ sé ċum an túama: agus an tan a dféuċ sé a sdeaċ, do ċonnairc sé an línéadaċ na luighe leis féin, agus dimṫigh sé ag déanamh iongantais leis féin fán ngniomhsa. * Eóin. 20. 6.

13. Agus féuċ, * do ċúadar diás díobhsan an lásin féin go baile * Mar. 16. 12.

atá

| Stadium, an tocht-mhadh cuid do mhíle. atá trí fiċid || sdáide ó Ierusalém, dar ab ainm Emmáus.

14. Agus do ḃádar ag labairt eatarra féin ar na neiṫibsi uile ṫárla ann.

15. Agus tárla ar mbeiṫ ag comhrádh dóib, agus ag ceasdúġaḋ ré ċéile, go dtáinic Iosa féin, agus gur siubail sé leó.

16. Aċt do cungmaḋ a súilesion, ionnus naċ aiṫneoċaidís é.

17. Agus a dubairt sé riú; créd iád na comhráiteasi ⁊ a bfuilti ag teaċt eadorraibh féin, ag siobal dóib, agus sib go brónaċ?

18. Agus ar bfreagra do neaċ, dar bainm Cleópas, a dubairt sé ris: an bfuil tusa ad ċónar ad ċoigcríċeaċ a Niarusalém, agus gan fios na neiṫeann do rinneaḋ innte ann sna laéṫibsi agad?

19. Agus a dubairt seision riú; créd iád na neiṫe? agus a dubradarsan ris, na neiṫe ṫaob Iosa Nazarḋa, do bi na ḟáiḋ ċumaċdaċ a ngníom agus a mbreiṫir a bfiaḋnuisi Dé, agus an pobuil uile.

20. Cionnas tugadar na hárdsagairt, agus ar nuaċdaráinne é ċum breiṫe báis do breiṫ air, agus do ċroċadar é.

21. Aċt do bí ar súile gur bé sion an té dfuáisgeólaḋ Israél: agus leiṫ amuiċ dhiób so uile, a sé a niu an treas lá ó rinneaḋ na neiṫesi.

22. Agus mar an gcédna mná áiriġe dínn féin, ṫáinic go moċ ċum a tuáma, do ċuireadar úaṫbás oruinn.

23. Agus mar naċ bfúaradar a ċorpsan, tangadar, ag rád go bfacadar féin fós taibsi aingeal a deir go bfuil sé na beaṫaiġ.

24. Agus do ċúadar dream áiriġe dá raib maille rinne, ċum an túama, agus fúaradar mar a dubradar na mná, aċt ni facadar eision.

25. Agus a dubairt seision riú; ó a dhaoine amadánaċ agus mallċroiḋ-teaċ ċum creidme dá gaċ éinni dar labradar na fáiġe,

26. A né nar béigin do Ċhríosd na neiṫesi dfulang, agus dul a sdeaċ ann a ġloir féin?

27. Agus ar dtionnsgnaḋ ó Mhaoisi, agus ó na fáiġib uile, do eidirmínig sé dóib ann sna huile sgriopṫúraib na neiṫe bi dá ṫaob féin.

28. Agus do druideadar ris an mbaile ann a rabadar ag dul, agus do léig seision air go raċaḋ sé ni is faide.

29. Aċt do ċoiméiġnigeadarsan é, ag rád; fan againne, oir atá sé na ṫráṫ nóna, agus is deireaḋ laoi atá ann. Agus do ċuaiḋ sé a sdeaċ dfuireaċ aca.

30. Agus tárla an tan do ṡuiḋ sé ċum bí na bfoċair, ar mbreiṫ ar a narán go rug sé buideaċas, agus ar na briseaḋ, tug sé dóibsion é.

31. Agus do hosglaḋ a súilesion, agus daiṫnigeadar eision, agus do toġbaḋ as a namarc é.

32. Agus a dubradarsan eatarra féin; a né naċ rabadar ar gcroiḋṫe ar lasaḋ ionnainn, an feaḋ do bí sé ag labairt rinn ar a sliġe, agus an tan do osguil sé dhúinn na sgriopṫúiriḋ?

33. Agus ar néirġe dóib ar a núair sin féin, dfilleadar go hIarusalém, agus fúaradar an téinfear déug cruinn a bfoċair a ċéile, agus an dream do bí maille riú,

34. Ag rád; déirig an tiġearna go firinneaċ, agus taisbénaḋ do Shimón é.

35. Agus dinnsiodarsan na neiṫe do [rinneaḋ] ar a sliġe, agus mar do aiṫnigeadar é a mbriseaḋ a narán.

36. * Agus agá labairt so dóibsion, do ṡeas Iosa féin ann a lár, agus a dubairt sé riú; siocáin maille rib. * Mar. 16. 14.

37. Aċt ar mbeiṫ dóibsion ar crit agus lán deagla, do ṡaoileadar gur spiorad do ċonncadar.

38. Agus a dubairt seision riú; créd fá bfuilti ar bar mbuáiḋreaḋ, agus créd fá a néirgid smuaintiġe ann bar gcroiḋṫib?

39. Féuċaiḋ mó láma agus mó ċosa: oir is misi féin atá ann:

glaċaiḋ, agus féuċaiḋ mé: oir ni
bfuil féoil na cnáṁa ag spiorad, mar
ḋo ċiṫi agamsa.
40. Agus an tan a dubairt sé na
neiṫesi, do ṫaisbéin sé ḋóib a láṁa
agus a ċosa.
41. Agus ar mbeiṫ míċreidiṁeċ ḋóib-
sion fós tré ġáirdeċas, agus ag ḃí-
naṁ iongantais, a dubairt seision riú;
an bfuil biaḋ ar biṫ agaib ann so?
42. Agus tugadarsan dó cuid di-
asg rósduiġe, agus cuid do ċir ṁela.
43. Agus ar na nglacaḋ ḋósan,
ḋuaiḋ sé na bfiaḋnuisision [iád.]
44. Agus a dubairt sé riú; ag so
na briaṫra do labair mé rib, a nuair do
bí mé fós bar bfoċair: gur ab éigin na
huile neiṫe atá sgriobṫa a reír Mhaoi-
si, agus ann sna fáiġib, agus ann sna
salmuib am ṫimċellsa, do coiṁlionaḋ.
45. Ann sin dofosguil sé a ttuigse,
ionnus go dtuigfidís na sgriopṫuir,
46. Agus a dubairt sé riú, gur
mar so do bí sé sgriobṫa, agus gur
mar so dob éigin do Chriosd fulang,
agus eiséirġe ó ṁarbuib an tres lá:
47. Agus aiṫriġe agus maiṫeṁ-
nas na bpeacaḋ do ṡeanmoir na ainm do
na huile ċiniḋeċuib ag tionnsgnaḋ ó Iá-
rusalém.
48. Agus is sibsi fiaḋnuisgeḋa na
neiṫeannsa.
49. Agus feuċ, * cuirfiḋ misi gell- * Eóin. 15.
aṁuin maṫar féin ċugaib: as fanuiḋ a 26. Gní-
gcaṫair Iárusalém nó go gcuirṫear omhartha
cuṁaċta a nuas umuib. na Neas-
50. Agus rug sé amaċ go soiṫe bal. 1.4.
Betánia iád: agus ar dtóġbáil a
láṁ, do beannuiġ sé iád.
51. * Agus tárla ar mbeiṫ dá * Mar. 16.
mbeannuġaḋ ḋó, gur sgaraḋ riú é, a- 19. Gní.
gus gur tógbaḋ súas ar neṁ é. omh. 1.9.
52. Agus ar na onóruġaḋ ḋóib-
sean dfilleadar go hIárusalém maille
le gáirdeċus mór.
53. Agus do bídís do ġnáṫ ann sa
teampoll, ag molaḋ agus ag beannuġaḋ
Dé. Amen.

---

AN

# AN SOISGEUL DO REIR EOIN.

## CAIB. I.

ANn sa tosaċ do bí an bria-
ṫar, agus do bí an bria-
ṫar a bfoċair Dé, agus do
bé Diá an briaṫar.
2. Do bí so ar tús a
bfoċair Dé.
* Coloss. 1. 16. 3. Leisean a táid na huile neiṫe dé-
unta, agus gan é ní bfuil einní déun-
ta, da ndéarnaḋ.
4. Ann san do bí beaṫa, agus dob í
an beaṫa solus na ndaoine:
5. Agus soillsigiḋ an solus sin
ann sa dorċadas, agus níor ġab an
dorċadas ċuige é.
* Mat. 3. 1. 6. * Do cuireaḋ duine ó Dhia dár
bainm Eóin:
7. Táinic an té so mar fiaḋnuisi,
do ċum go ndéarnaḋ sé fiaḋnuisi don tso-
lus, ionnus go gcreidfidís các uile
ṫríd.
8. Níor bé-sean an solus, acht [do
cuireaḋ é] ionnus go ndéarnaḋ sé fiaḋnui-
se don tsolus.
9. Do bé so an solus fírinneaċ,
soillsigeas gaċ uile duine dá dtig ar
a tsaoġal.
10. Do bí sé ar a tsaoġal, agus
tríd-sean do rinneaḋ an saoġal, acht níor
aiṫin an saoġal é.
11. Dionnsuiġe a ċoda féin ṫáinic
sé, agus níor ġabadar a ḋaoine féin
ċuca é.
12. Acht an méid do ġab ċuca é,
tug sé cumachta dóib beiṫ na gcloinn ag
Dia, [eadhon] don droing ċreideas ann a
ainm-sean:
13. Nać bfuil ar na ngeineaṁain ó
ḟuil, ná ó ṫoil na colla, ná ó ṫoil fir,
acht ó Dhia.
* Mat. 1. 16 14. * Agus do rinneaḋ feóil don
bréiṫir, agus do ċomnuiġ sé eadruinne.
(agus do ċonncamar a ġlóir-sion, mar
ġloir éingeine mic ón aṫair) lán do
ġrásuib agus dfírinne.
15. Do rinne Eóin fiaḋnuisi dó, agus
do éiġ sé, ag ráḋ; as é so an té ar
ar labuir mé, an té ṫig am ḋiaiġ, do bí
sé romam: oir bá tosga é ná misi.
16. * Agus do ġabamar uile ċugainn * Col. 1. 19.
as a lán san, agus grása ar son grás.
17. Oir do tugaiḋ an reacht tré
Mhaóisi: acht táinic grása agus fírinne
tré Iósa Criosd.
18. * Ní facaiḋ neaċ ar biṫ Dia * 1 Tim. 6.
a riaṁ: an taoingein ṁic atá an uċt a 16. &
naṫar, as é dfoillsiġ [é ḋuinne.] 1 Eóin. 4.
19. Agus as í so fiaḋnuisi Eóin, 12.
an tan do ċuireadar na Iúdaiġe ó Ie-
rúsalém Sagairt agus Lebiti, do ċum
go bfiafróċaidís de, cia ṫusa?
20. Agus dadaiṁ seision, agus
níor séun sé: dadaiṁ sé nár bé féin
Criosd.
21. Agus dfiafruiġeadar de, créd
eile? an tú Elias? agus a dubhairt
seision, ní mé. An fáiḋ tú? Agus do
ḟreagair seision, ní headh.
22. Ar a naḋbarsin a dubradar
ris, cia ṫú, ionnus go dtiobramaois
freagra ar an muintir do ċuir úaṫa
sinn? créd a deir tú ad ṫimċeall féin?
23. A dubhairt seisean, * misi guṫ an * Mat. 3. 3.
té éigmeas ar an bfásaċ, dírgiḋ sliġe
an tiġearna, mar a dubhairt Esaias an
fáiḋ.
24. Agus an dream do cuireaḋ leis
an dteachtaireacht, buḋ do na Phairiseacuib
iád.
25. Agus dfiafruiġeadar deisean, agus
a dubradar ris; ar a naḋbarsin créd
fá ndéunann tú baisdeaḋ, muna tú Cri-
osd, nó Elias, nó fáiḋ?

26. Do ḟreagair Eóin dóib, ag ráḋ;
baistimsi lé huisge: as atá na sheas-
amh an bhur láthair an té nach aithne
dibh.
*Mat.3.11. 27. * As é so an té tig am ḋiaigh-
se, do bí romham: ag nách fiú mé ial-
lach a bhróg do sgáoileadh.
28. Do rinneadh na neithese a Bbe-
tábara ar a taóbh tall do Iordán, an
áit an ar baist Eóin.
29. An lá na ḋiaigh sin do ċunnairc
Eóin Iósa ag teacht chuige féin, agus a
dubhairt sé; féuch Uan Dé, tógbhas pe-
cadh an domain.
30. As so an té ar ar labhair mé,
tig am ḋiaighsi neach do bí romham: oir
bá tosga é na misi.
31. Agus ní raib aithne agumsa
air: as ionnus go mbiadh sé follus do Is-
raél, as uime sin táinic misi ag bais-
teadh lé huisge.
*Mat.3.16. 32. * Agus do rinne Eóin fiadhnuisi,
ag rádh; do ċunnairc mé spiorad ag
tuirling amhail colam ó neamh. Agus do
ċomhnuidh sé airsion.
33. Agus níor aithin misi é, as an
té do ċuir mé do baisteadh lé huisge,
as é a dubhairt rium; gidh bé ar a bhfaic-
fe tú an spiorad ag tuirrling agus
ag comhnuighe, sé sin an té baisdeas
leis an spiorad náomh.
34. Agus do ċunnairc misi, agus
do rinn fiadhnuisi gur ab é so mac Dé.
35. An lá na ḋiaigh sin a ris do
sheas Eóin, agus diás dá deisciobhlaib:
36. Agus ar bhfaicsin Iósa ag
siobal a dubhairt sé; féuch Uan Dé.
37. Agus do ċualadar an dís dei-
sciobal é ag labhairt, agus do leana-
dar Iósa.
38. Agus ar bhfilleadh Iosa, agus
ar na bhfaicsin dá leanmhain féin, a
dubhairt sé riú; Créud atá sibh iar-
raidh? agus a dubhradarsan ris, Rab-
bi (sé sin ré rádh ar na eidirmhiniughadh,
a maighistir) gá a ccomhnuigheann tú?
39. A dubhairt sé riú; tigidh agus
féuchaidh. Tangadar agus do ċunnca-
dar an tionadh a gcomhnuigheadh seision:
agus dfanadar aige an lá sin: do
bí an uair sin timcheall a deich.
40. Agus do bé Aindrias derbhrá-
thair Shimóin Peadair fein don dís do bí ag
éisdeacht ré Heóin, agus do lean eision:
41. A sé so céuduine fuair a
derbhbráthair féin Siomón, agus a du-
bhairt sé ris; fuaramar an Messias,
as sé sin ar na eidirmhiniughadh, Cri-
osd.
42. Agus rug sé ċum Iósa é. Agus
ar bhféuchain Iosa air, a dubhairt sé;
as tusa Siomón Ióna: goirfidhear Cé-
phas diot, dár ab ciall carraig.
43. Ar na márach bá mian lé Ío-
sa dul don Ghalilé: agus fuair sé
Philib, agus a dubhairt sé ris; lean
misi.
44. Agus do budh as Betsaida
Philib, cathair Aindrias agus Phea-
dair.
45. Fuair Philib Natánael agus
a dubhairt sé ris; an té ar ar sgri-
obh * Maóisi ann sa reacht, agus na *Gein.49.
* fáidhe fuaramar Iósa ó Násaret, 10. Deut. 18.18.
mac Ióseph. *Isai.4.2.
46. Agus a dubhairt Natánael
ris; an éidir ní air bith beith ó Nása-
ret? a dubhairt Philib ris, tarr a-
gus féuch.
47. Do ċunnairc Iosa Natánael ag
teacht chuige, agus do labhair sé; féuch
an tisraélach firinneach ann nach bhfuil
meabhuil.
48. A dubhairt Natánael ris; ci-
onnas aithnigheas tú mé? do freagair Ió-
sa, agus a dubhairt sé ris; ní as
táosga ná goir Philib tú, an trath
do bí tú faoi an gcrann fige, do ċun-
nairc me tú.
49. Do freagair Natánael agus
a dubhairt sé ris; Rabbi, as tusa
mac Dé, as tú rí Israél.
50. Do freagair Iósa agus a dubhairt
sé ris; tré go ndubhairt mé riot, do
ċunnairc mé tú faoi an gcrann fige, an
gcreideann tú? do ċífi tú neithe as mó
ná iad so.
51. Agus a dubhairt sé ris; go
deimhin, deimhin a deirim ribh, go
bhfaicfidhe ó so amach neamh osgailte,
agus

agus aingil Dé ag dul suás agus ag teaċt a nuás ar mac an duine.

## CAIB. 2.

AGus an treas lá do rinneaḋ pósaḋ ag Cána na Galilē: agus do bí máṫair Iosa ann.

2. Agus do goireaḋ Iosa fós agus a ḋeisciobail ċum an ṗósda.

3. Agus an tan do ṫréig fíon, a duḃairt máṫair Iosa ris; ni ḃfuil fíon aca.

4. A duḃairt Iosa ria, créud é sin ḋamsa ná ḋuitse, a ḃean? ni ṫáinic múairse fós.

5. A duḃairt a ṁáṫair ris an luchd friotóilme; giḋ bé ni ordas sé riḃ, déunaiġ é.

6. Agus do ḃádar sé soiṫiġe cloiċe ar na gcur ann sin do réir ġnáṫaiġṫe ġlanta na Niudaiġeaḋ, dá ḟeircín nó a trí do ġlacaḋ gaċ áon aca.

7. A duḃairt Iosa riú; líónaiḋ na soiṫiġe so ḋuisge. Agus do líonadar iád go soiċe a mbruáċaib.

8. Agus a duḃairt sé riú: tarrruingiḋ a nois agus beiriḋ ċum uachdaráin an ḟéusda é; agus rugadar.

9. Agus mar do ḃlais uachdarán an ḟéusda an tuisge do bí déunta na ḟíon, (agus ni raiḃ a ḟios aige créd as a dtáinic sé: achd do bí a ḟios ag an luchd friotóilme do ṫarraing an tuisge:) do ġoir uachdarán an ḟéusda an fear nua ṗósda ċuige,

10. Agus a duḃairt sé ris; cuiriḋ gaċ uile ḋuine an fíon maiṫ amaċ an tús, agus an tan ibid dóine a sáiṫ, ann sin an fíon as measa; achd do ċoiméud tusa an fíon maiṫ gus a nois.

11. As é so tosaċ miorbhuile do rinne Iosa, a gCána na Galilē; agus do ḟoillsiġ sé a ġloir féin, agus do ċreideadar a ḋeisciobail ann.

12. Na ḋiaiġ sin do ċuaiḋ sé síos go Capernáum, é féin agus a máṫair, agus a ḋearbráiṫreaċa agus a ḋeisciobail: achd níor ḟanadar ann mórán do laéṫib:

13. Oir do bí Cáisg na Niúdaiġeaḋ a bfogus. Agus do ċuaiḋ Iosa suas go Hierusalém.

14. Agus fuáir sé ann sa teampall luchd reaca dam, agus cáorach, agus colum, agus luchd malarta an airgid na suiḋe.

15. Agus ar ndéunaṁ sgiursa dó do ċordaiḃ, do ċuir sé amaċ as a teampoll iád uile, maille ré na gcáoraiḃ, agus ré na ndaimiḃ, agus do ḋóirt sé amaċ ionnmus luchd an airgid, agus do leag sé a mbuird ṫar a lár.

16. Agus a duḃairt sé ré luchd reaca na gcolam; tóguiḋ iád sin as so, ná déunuiḋ tiġ máṫarsa na ṫiġ ceannuiġeasa.

17. Agus do ċuimniġeadar a ḋeisciobailsean, go raiḃ sgriobṫa: * Duáiḋ eud do ṫiġesi mé. * Psal.69.9.

18. Ar a naoḃarsin do ḟreagradar na Iúdaiḋe, agus a dubradar ris; créd é an comarṫa taisbéanas tú ḋúinn, fá ndéunann tú na neitesi?

19. Do ḟreagair Iosa agus a duḃairt sé riú, * leagaiḋ síos an teampoll so, agus tóigéubuiḋ misi é a dtri laéṫib. * Math.26. 61.

20. Ar a naoḃarsin a dubradar na Iúdaiġe; sé bliádna agus dá ḟiċead do bí an teampall so dá déunaṁ, agus an dtoigéuba tusa a dtri laéṫaiḃ é?

21. Achd is ar ṫeampoll a ċuirp féin do laḃair seision.

22. Ar a naoḃarsin an tan do éiriġ sé ó marḃaiḃ, do ċuimniġeadar a ḋeisciobail go nduḃairt sé so riú: agus do ċreideadar don sgriobṫuir, agus don bréiṫir a duḃairt Iosa.

23. Agus ar mbeiṫ a Nierusalém ḋó fá Chaisg lá an ḟéusda, do ċreideadar mórán an ainmsean, ag faicsin na gcomarṫaḋ do rinne sé.

24. Achd ni ṫáobaḋ Iosa é féin riú, tré gur aiṫin sé iád uile:

25. Agus tré nach raiḃ sé a leas

neċ

neċ ar biṫ do ḋéunaṁ fiaḋnuiſi ⁊ duine: oir do bi a ḟios aige féin créd do bi an ſa duine.

---

## CAIB. 3.

Chd do bi duine áiriġe do na Pairiſineċaiḃ, dar bainm Nicodēmus, dúaċtaránaiḃ na Niúdaiġeaḋ.

2. Táinig sé so ċum Íosa an sa noiḋċe, agus a dubhairt sé ris; a maiġiſdir, atá a ḟios aguinn gur ab ó Dhia ṫáinig tusa ad ḟear teaguisg: oir ni heidir lé héinneaċ na comarṫaiḋe so do ni tusa do ḋéunaṁ, muna mbeiṫ Dia maille ris.

3. Do ḟreagair Íosa agus a dubhairt sé ris; go deiṁin, deiṁin, a deirim riot, muna ngeintear duine a ris, nác éidir leis rioġaċt Dé dfaicsin.

4. A dubhairt Nicodēmus ris; cionnas as éidir lé duine atá arsaiḋ, a ġeineaṁain? an éidir leis dul a sdeaċ a mbroinn a maṫar an dara huáir, agus a aiṫbreiṫ?

5. Do ḟreagair Íosa; go deiṁin, deiṁin a deirim riot, muna raib neaċ ar na ġeineaṁuin ó uisge agus ón sbiorad, ni héidir leis dul a sdeaċ a rioġaċt Dé.

6. An ni atá ar na ġeineaṁuin ó an bfeóil, as feóil é: agus an ni atá ar na ġeineaṁuin ón sbioraid, is sbiorad é.

7. Ná bioḋ iongnaḋ agad go ndubhairt misi riot, gur ab éigean daoib bur ngeineaṁuin a ris.

8. Séidiġ an ġaoṫ mar as áill lé, agus do ċluin tú a torann, aċt ni bfuil a ḟios agad créud as a dtig si, nó cáit a dtéid si: is mar sin atá gaċ neach atá ar na gheineamhuin ón sbiorad.

9. Do ḟreagair Nicodēmus, agus a dubhairt sé ris; cionnas as éidir na neiṫese do beiṫ:

10. Do ḟreagair Íosa agus a dubhairt sé ris; an bfuil tusa ad ṁaiġiſdir a Nisrael, agus gan a bhfios so agad.

11. Go deiṁin, deiṁin, a deirim riot, go labramaoid an ni as fios dúinn agus go mbeirmid fiaḋnuiſi ar an ni do ċonncamar: aċt ni ġabṫaoisi ar bfiaḋnuiſi.

12. Má a dubhairt mé neiṫe talmhaiḋe ribh, agus nác ccreidti: cionnas creidfiḋe dá nabra mé neiṫe neamḋa ribh?

13. Oir ni deachaiḋ ḟinneaċ suás ar neaṁ, aċt an té do ṫuirrling ó neaṁ, mac an duine atá ar neaṁ.

14. * Agus mar do árduiġ Maoisi a naṫair neiṁe ar an bfásac, as mar sin as éigean mac an duine dárduġaḋ: *Leabhar na Nuibhreach.21.9.*

15. Ionnus giḋ bé ċreidfeas ann, nác raċaḋ sé a muġa, aċt go mbeiṫ an beaṫa siorraiḋe aige.

16. * Oir is mar so do ġráḋuiġ Dia an doṁan, go dtug sé a éinġein meic féin, ionnus giḋ bé ċreideas ann nác raċaḋ sé a muġa, aċt go mbeiṫ an beaṫa siorraiḋe aige. *1 Eoin.4.9.*

17. * Oir níor ċuir Dia a ṁac féin ⁊ a saoġal, do ċum go ndaimneóċaḋ sé an saoġal, aċt do ċum go slanéoċaiḋ an saoġal tríd. *Caib.12.47.*

18. An té ċreideas ann, ni damantar é: aċt an té nác ccreideann, atá sé ar na ḋamnuġaḋ ċeana: trē nár ċreid sé a nainm aoinġeine mic Dé.

19. Agus as é so an damnuġaḋ; do briġ go dtáinig an * solus ⁊ a saoġal, agus gur mó ġráḋuiġeadar na daoine an dorċadas ná an solus: ar son go bhfuilid a noibreacha go holc. *Caib.1.4.*

20. Oir giḋ bé do ni olc, fuathaighidh sé an solus, agus ni thig sé chum an tsolais, deagla go ndiommolfaiḋe a oibreaċa.

21. Aċt giḋh bé do ni an ḟirinne, thig sé chum an tsolais: ionnus go mbeidis a oibreacha follus, trē gur ab a Ndia atáid siád ar na ndéunaṁ.

22. Táinig

22. Táinig Iósa agus a dheisciobail na dhiaigh sin go tír Iúdaighe: agus do chomhnuigh sé ann sin maille riú,
*Caib. 4. 2. * agus do bhaist sé.
23. Agus fós do bhaist Eóin, mar an gcéadna ag Aenon láimh ré Sálim, óir do bhí iomad uisge ann sin: agus tangadar agus do baisdeadh iad.
24. Oir níor teilgeadh Eóin a bpriosún fós.
25. Uime sin do éirigh ceisd eidir chuid do dheisciobluibh Eóin agus na Iúdaidhe a dtimcheall an ghlanta.
26. Agus tangadar chum Eóin, a-
*Caib. 1. 7, 34. gus a dubhradar ris; * a mhaighisdir, * an té do bhí ad fhochair ar an dtaoibh thall do Iordán, dá ndearna tú fiadhnuisi, féuch baisdigh sé, agus tigid na huile dhaoine chuige.
27. Do fhreagair Eóin agus a dubhairt
*Eabhra. 5. 4. sé; * ní héidir le duine énní ghlacadh muna raibh sé ar na thabhairt dó ó neamh.
28. A tatháoisi féin bhur bhfiadhnuisi
*Caib. 1. 20. agamsa go ndubhairt mé, * ní misi Criosd, acht gur cuireadh roimhe mé.
29. An té agá bhfuil an bhean núaphósda, as é an fear núaphósda é: acht cara an fhir núaphósda noch sheasas agus éisdeas ris, gabhuidh gáirdeachus mór é tré ghuth an fhir núaphósda. Ar a nadhbharsin atá mó ghairdeachussa ar na choimhlíonadh.
30. As éigean dósan fás, agus damhsa laghdughadh.
31. An té thig a nuás atá sé ós cionn cháich uile: an té atá ón talamh, atá sé talmhuidhe, agus labhraidh sé neithe talmhuidhe: an té thig ó neamh, atá sé ós cionn cháich uile.
32. Agus an ní do chunnairc agus do chúalaidh sé do ní sé so dfiadhnuise: acht ní ghlacann éundhuine a fhiadhnuisi.
33. An té ghlacus a fhiadhnuisisean
*Romh. 3. 4. * do chomharthuigh sé go bhfuil Dia fírinneach.
34. Oir an té do chuir Dia uadh, labhraidh sé briathra Dé. Oir ní do réir mhiosúir bheir Dia an spiorad [dó.]
*Mat. 11. 27. 35. * Atá grádh ag an athair don mhac, 7 tug sé na huile neithe iona láimh.
36. * An té chreideas ann sa mac, * Habac.
atá an bheatha mharthanach aige: acht an 2. 4. &
té bhíos easumhal don mhac, ní fhaicfe sé 1 Eóin. 5.
an bheatha, acht comhnuighidh fearg Dé air. 10.

---

## CAIB. 4.

AR a nadhbharsin an tan do aithin an tighearna go gcúladar na Phairisínigh gur mó do dheisciobluibh do nídh Iósa agus do baisdeadh sé ná Eóin:
2. (Bíodh nach baisdeadh Iósa féin, acht a dheisciobail)
3. Do fhág sé tír Iúdaighe, agus do chúaidh sé a rís don Ghalilé.
4. Agus dob éigean dó dul thríd Shamária.
5. Ar a nadhbharsin tháinig sé go cathair Shamária dá ngoirthear Sichar,
láimh ris an bhfearann tug * Iácob dá mhac * Gein. 33.
féin Ióseph. 19. & 48.
6. Agus do bhí tobar Iácob ann sin: 22. Jos. 24.
Ar a nadhbharsin ar mbeith cortha dIosa ó nasdar, 32.
do shuidh sé mar sin ar a tobar. Agus do bhí sé a dtimcheall an seiseadh húair.
7. Táinig bean ó Shamária tharraing uisge: a dubhairt Iósa ria, tabhair deoch damhsa.
8. Oir do chúadar a dheisciobailsion don chathraigh do cheannach bídh.
9. Ar a nadhbharsin a dubhairt an bhean Shamaritánach sin ris; cionnas ar mbeith dhuitsi ad Iúdaighe, iárrus tú deoch orumsa atá am mnaoi Shamaritánaigh? oir ní ghnáthuighid na Iúdaighe na Samaritánuigh.
10. Do fhreagair Iósa agus a dubhairt sé ria; da mbeith fios tiodhluice Dé agad, agus cia hé an té a deir riot, tabhair dham deoch: do iárrfása air, agus do bhéuradh sé uisge béo dhuit.
11. A dubhairt an bhean ris; a thighearna, ní bhfuil gléus tárronga agad, agus atá an tobar domhain: ar a nadhbharsin gá háit as a bhfuil an tuisge béo sin agad:

12. An

12. An mó tusa ná ar naṫair Iá-
cob, tug dúinne an tobarso, as ar ib
sé féin, agus a ċlann, agus a áirnéis?
13. Do ḟreagair Iósa agus a dubhairt
sé ria; gidh bé neaċ ibeas as an uisge
do ḃéura misi dhó, ní bía tart air go
bráṫ: as an tuisge do ḃéarsa me dhó,
biaidh sé na ṫobar uisge fiuċaidh ann
ċum na beaṫa marṫanaiġe.
15. A dubhairt an bhean ris; a ti-
ġearna, tabhair damsa an tuisge sin, do
ċum naċ bia tart orum, agus naċ dti-
ocfa mé ann so dá ṫarraing.
16. A dubhairt Iósa ria; imṫiġ,
goir ṫfear féin, agus tárr ann so.
17. Do ḟreagair an bhean agus a dub-
hairt si ris; ní ḃfuil fear agam. A dub-
hairt Iósa ria, as maiṫ a dubhairt tú, ní
ḃfuil fear agam.
18. Oir do ḃádar cúigear fear agad:
agus an té atá agad a nois, ní hé
ṫfear féin é. A dubhairt tú so go fí-
rinneaċ.
19. A dubhairt an bhean ris; a ṫig-
earna, do ċim gur fáidh tú.
20. Do rinnedar ar naiṫre adhradh ar
a tsliabh so: agus a deirṫisi gur
* Deut. 12. 5. ab * a Hiarusalém atá an tionadh ann
ar beigean adhradh do ḋéunamh.
21. A dubhairt Iósa ria; a bhean,
creid misi tig an uair naċ adharfuide
an taṫair ar a tsliabhso ná a Hiarusa-
lém.
22. Adhraidh sibhse an ni naċ fios
dibh, adhramaoidne an ni as fios dúinn:
oir as ó na Iúdaidhib atá sláinte.
23. Aċt tig an uair, agus atá si
ann a nois, an tan adharfuid an lucht adh-
raḋa fírinneaċa an taṫair a sbiorad agus
a bhfírinne: oir go deimhin iárruidh an ta-
ṫair a leiṫéidso dá adhradh féin.
* 2 Cor. 3. 17. 24. * Is spiorad Día: agus an
dream adhras é, as éigin dóib a adhra a
sbiorad agus a bhfírinne.
25. A dubhairt an bhean ris, atá a
fios agam go dtiocfa an Messias (re
a nabartar Críosd,) an tan tiocfas
sé, foillseoċuidh sé na huile neiṫe dúinn.
26. A dubhairt Iósa ria; as misi é
labhrus riotsa.

27. Agus fa namsin tángadar a
deisciobailsion, agus do bhiongnadh
léo gur labhair sé ris an mnaoi: aċt ċea-
na ní dubhairt aoinneaċ, créd iárrus tú?
nó créud labhrus tú ria?
28. Ar a naidhbarsin dfág an bhean
a soiṫeaċ uisge, agus do ċuaidh si don
ċaṫraigh, agus a dubhairt si ris na daoi-
nibh,
29. Tigidh, féuċuidh an duine a dub-
hairt riumsa gaċ éin ni dá ndearna mé:
a né naċ é so Críosd?
30. Ar a naidhbarsin do ċuadar
amaċ as an gcaṫraigh, agus tanga-
dar ċuigesion.
31. Agus diárradar a deiscio-
bail air fá a namsin, ag rádh; a mhai-
gisdir, iṫ [biadh.]
32. Agus a dubhairt seision riú;
atá biadh agamsa ré na iṫe, naċ ḃfuil
a fios agaibhsi.
33. Ar a naidhbarsin a dubhradar
a deisciobail ré ċéile, an dtug aoinneaċ
ċuige ni do iosadh sé?
34. A dubhairt Iósa riú; as é mó
biadhsa toil an té do ċuir uadh mé do
ḋéunamh, agus a obair do ċríoċnuġadh.
35. Ann é naċ abartaoisi, go bhfuil
lio ceiṫre mí fós, agus go dtiocfa
an fóġmar ann sin? féuċ, a deirim ribh,
tógbhuidh suas bhur súile, agus féuċuidh
na réigiúin: * oir atáid siad geal ċea- * Mat. 9.
na ċum a fogmhair. 37.
36. Agus an té bhearas, gacaidh
sé tuáarasdal, agus cruinniġe sé
toradh ċum na beaṫa marṫanaiġe: ar
ċor go mbia an té síolċuireas agus
an té bhearus lúaġáireaċ a néinfeaċt.
37. Oir as ann so atá an rádh úd
fírinneaċ, go síolċuireann neaċ, agus go
mbearann neaċ eile.
38. Do ċuir misi sibhsi do bhuain an
neiṫe nar saoṫraibhsi: do ṡaoṫraigheadar
daoine eile, agus do ċuabhsi a steaċ
ann a saoṫar.
39. Agus do ċreideadar mórán do
Shamaritanaċaib na caiṫreaċa sin ann
san ar son comráidh na mná, noċ do
ḋearbhuiġ; dubhairt sé liom gaċ ni dá
ndearna mé.

40. Ar a naḋbarsin an tan tangadar na Samaritánaiġ ċuige, diarradar air fuireaċ aca féin: agus do ċomnuiġ sé dá lá ann sin.

41. Agus as ro mó ná sin do ċreid ann ar son a bréiṫre féin.

42. Agus a dubradar ris an mnaoi; ni ar son do ċomráiḋse ċreidmid-ne feasda: óir do ċualamar féin é, agus atá a fios aguinn go firinneaċ gur ab é so Críosd, slánuiġṫeóir an doṁain.

*Mat. 13. 57. 43. * Agus tair éis dhá lá do ċuaiḋ sé as sin, agus dimṫiġ sé don Ghalilé.

44. Oir ruġ Iósa féin dfiaḋnuisi, naċ bfuil cion ar ḟáiḋ ann a ṫír féin.

45. Ar a naḋbarsin an tan ṫáiniġ sé don Ghalilé, do ġabadar lucht na Galilé ċuca é, iar bfaicsin gaċ ní dá ndearna sé a Nierusalém lá an ḟeusda: óir tangadarsan féin ċum an ḟeusda.

Ioh.2.1. 46. Ar a naḋbarsin ṫáiniġ Iósa a ris go Cána na Galilé * mar a ndearnaḋ sé fíon don uisge. Agus do bí tiġearna áiriġe a Gcapernaum agá raib a ṁac tinn.

47. An tan do ċualaiḋ sé so go dtáiniġ Iósa as tír Iúdaige don Ghalilé, do ċuaiḋ sé amaċ ċuige, agus diarr sé air dul sios agus a ṁac do slánuġaḋ: óir do bí sé re hucht báis.

48. Ar a naḋbarsin a dubairt Iósa ris; muna bfaicti comarṫuiġe agus mioruile, ni ċreidfiḋe.

49. A dubairt an tiġearna ris; a ṁaiġisdir, éiriġ sios sul do ġeabas mo ṁac bás.

50. A dubairt Iósa ris; imṫiġ roṁad, mairiḋ do ṁac. Agus do ċreid an duine don focal a dubairt Iósa ris, agus do imṫiġ sé.

51. Agus ar ndul sios dó do láṫair, tárladar a ṡearbfoġantaiḋe air, agus dinnsiġeadar [dó] ag ráḋ; mairiḋ do ṁac.

52. Ar a naḋbarsin dfiafruiġ sé díob an uáir fuáir sé fóiṫin: agus a dubradarsan ris, a né air an seaċtṁaḋ huair dfág an fiabhrus é.

53. Ar a naḋbarsin do aiṫin an taṫair gur bé a nuáir sin féin an a ndubairt Iósa ris, mairiḋ do ṁac: agus do ċreid sé féin agus a ṫeaġ uile.

54. As so an dara comarṫa do rinne Iósa a ris, an tan ṫáiniġ sé ó ṫír Iúdaiġe don Ghalilé.

## CAIB. 5.

A diaiġ so do bí * lá feusda na Niuduiġeaḋ, agus do ċuaiḋ Iósa suas go Hiárusalém. *Levit.23. 2.Deut.16.

2. Agus atá a Niárusalém láim re margaḋ na gcaoraċ, loċ dá ngoirtear an eabhra Betesda, agá bfuilid cúig calaiḋ.

3. Do bádar mórán do ḋaoinib eugcruáiḋe na luiġe ionnta so, do dallaib, do bacaċuib agus do luċt seirgliḋe do bí ag fuireaċ re corruġaḋ an uisge.

4. Oir do ṫuirlingeaḋ aingeal a naimsir áiriġe ar an loċ, agus do buáiḋreaḋ sé an tuisge: ar a naḋbarsin giḋ bé céidneaċ do ṫeiġeaḋ sios ann tar éis buáiḋearṫa an uisge, do niṫí slán é ó gaċ tinneas dá mbioḋ air.

5. Agus do bí duine áiriġe ann sin, do bí ocht mbliadhna déug air fiċid a neaslainte.

6. An tan do ċunnairc Iósa é so na luiġe, agus do aiṫin sé go raib sé tinn re haimsir fada, a dubairt sé ris; an mian leat do ḋeunaṁ slán?

7. Do freagair an teaslán é; a tiġearna, ni bfuil éinneaċ agam do ċuirfeaḋ ann sa loċ mé an tan bíos an tuisge ar na buáiḋreaḋ: acht an gcéin bimsi ag teaċt, téid neaċ eile sios roṁam.

8. A dubairt Iósa ris, éiriġ, tóg do leabuiḋ agus siobail.

9. Agus do rineaḋ an duine sin slán do láṫair: agus do ṫóg sé a leabuiḋ agus do siobail sé. Agus do bí an tsáboid ann an lá sin.

10. Ar a naḋbarsin a dubradar na Iúduiġe ris an té do slánuġaḋ;

* Jer. 17. 22. as é an tsábóid é, * ni dlighṫeaċ duit do leabaidh iomċar.

11. Do ḟreagair seision dóiḃ; an té do rinne slán mé, as é a dubhairt riom, tóg do leabaidh, agus siobhail.

12. Ar a naḋbharsin dfiafruigheadar de; cia hé an duine a dubhairt riot tóg do leabaidh agus siobhail?

13. Acht ni raiḃ a ḟios ag an té do slánughaḋ cia hé: oir do ċuáiḋ Iósa a leattaoiḃ, ar mbeiṫ do mórán ann sa naitsin.

14. Fuáir Iósa é na ḋiaiġ sin ann sa teampoll, agus a dubhairt sé ris; féuċ, do rinneaḋ slán tú: na peacuigh ni sa mó, deagla go dteigheumaḋ ni buḋ measa duit.

15. Do imṫigh seisean, agus do ḟoillsigh sé do na Iúdaiḋibh gur bé Iósa an té do rinne slán é.

16. Agus ar a son so do ġearleanadar na Iúdaiḋe Iósa, agus do smúaineadar a marḃaḋ, tré go ndearna sé na neiṫese sa tsáboid.

17. Agus do ḟreagair Iósa dóiḃ, oibrighiḋ maṫairsi gus anois, agus oibrighimsi.

18. Ar a naḋbharso as móiḋe do smuáineadar na Iúdaiḋe eisean do marḃaḋ, tré nac é amháin gur bris sé an tsáboid, acht go ndubhairt sé fós gur bé Dia a aṫair féin, dá ḋéanamh féin coimhionann ré Dia.

19. Ar a naḋbharsin do ḟreagair Iósa agus a dubhairt sé riú, go deimhin, deimhin a deirim riḃ, nac éidir leis an mac éinni a ḋéunaṁ uáḋ féin, acht an ni ċi sé ag a naṫair dá ḋéunaṁ: oir giḋ bé neiṫe do ni seision, do ni fós an mac iáḋ mar an gcéadna.

20. Oir gráḋuighiḋ an taṫair an mac, agus foillsighiḋ sé na huile neiṫe do ni sé féin dó: agus taisbeanfuiḋ sé oibreaċa as mó ná iáḋ so dó, do ċum go mbeiṫ iongantus oruiḃsi.

21. Oir amhuil mar ḋúsgeas agus mar beoḋaigheas an taṫair na mairḃ, as mar an gcéudna beoḋaigheas an mac an dream as áill leis.

22. Oir ni bheireann an taṫair breiṫ ar duine ar biṫ, acht tug sé gaċ uile breiṫeamhnus don ṁac;

23. Do ċum go nonóruiḋ gaċ uile duine an mac, mar onóraid siad an taṫair: an té nac onóruigheann an mac, ni onóruigheann sé an taṫair do ċuir uáḋ é.

24. Go deimhin, deimhin a deirim riḃ, an té éisdeas rem bhréiṫirse, agus ċreideas don té do ċuir uáḋ mé, atá an beaṫa maruṫanaċ aige, agus ni ṫiocfa sé ċum damnuighṫe: acht do ṫarruig sé ó bás go beaṫaiḋ.

25. Go deimhin, deimhin a deirim riḃ, tiocfaiḋ a naimsir agus atá sí a nois ann, an trát ċluinfid na mairḃ guṫ ṁic Dé: agus an dream ċluinfeas, mairfid siád.

26. Oir mar atá beaṫa ag an aṫair ann féin, is mar sin tug sé don ṁac fós beaṫa do beiṫ aige ann féin.

27. Agus fós tug sé ughdarras dó breiṫeamhnus do ḋéunaṁ, an méiḋ gur ab é mac an duine.

28. Ná bioḋ iongnaḋ agaiḃ ann so: oir tiocfaiḋ an uáir ann a gcluinfid an méiḋ atá ann sna túamaiḃ a guṫ-san:

29. * Agus raċaiḋ amaċ an dream * Mat. 25. 46.
do rinne deigġníomhartha go heiseirghe na beaṫa: agus an dream do rinne droċġníomhartha go heiseirghe na damanta.

30. Ni héidir leamsa ni ar biṫ do ḋéanaṁ uáim féin: do réir mar ċluinim, beirim breiṫ: agus atá mo breiṫeamhnus ceart: oir ni iárruim mo ṫoil féin, acht toil a naṫar do ċuir uáḋ mé.

31. * Má nimsi fiaḋnuisi dam féin, * Caib. 8. 14.
ni bfuil mfiaḋnuisi fírinneaċ.

32. * Atá neaċ eile do ni fiaḋnuisi * Mat. 3. 17.
damsa, agus atá a ḟios agam gur fírinneaċ an fiaḋnuisi do ni sé am ṫimċeall.

33. Do ċuireabhairsi teaċta ċum * Caib. 1. 19.
Eóin, * agus tug sé fiaḋnuisi don fírinne.

34. Acht ni ó duine do ġeibimsi fiaḋnuisi: acht a deirim na neiṫe so do ċum go slánaiġṫí siḃsi.

35. Do bi seisean na lóċrann lasárrṫa agus solasda, agus do ṫo-

gnabhaisi,

ghrabhṫarsi, ar feadh tamaill gáirdeachus do ḋéunaṁ an a ṡolus.

36. Acht atá fiaḋnaisi agamsa as mó ná Eóin: oir na hoibreacha tug an tathair ḋamsa ionnus go gcríochnóchainn iád, na hoibreacha sin do nímse, beirid siád fiaḋnaisi lem gur ab é an tathair do chuir uaḋ mé.

37. Agus an tathair féin do chuir uaḋ mé, * rug sé fiaḋnaisi lem. Agus ni chúalabhairse a ghuth riam, * agus ni facabhair a ghné.

*Mat. 3. 17. & 17. 5. *Deut. 4. 12.

38. Agus ni bfuil a bhriatharsan na comhnuighe ionnaibh: oir ni chreidtí don té do chuir seision uaḋ.

39. Cuardaighiḋ na sgrioptuiridhe, oir do cítear ḋáoibh féin gur ab ionnta do gheibhti an betha marrthanach: agus as iad sin beirEas fiaḋnaisi lemsa:

40. Agus ni háill libh teacht chugam, do chum go bfuigheadh sibh an betha.

41. Ni ghabhaimse glóir ó ḋáoinibh:

42. Acht atá eólus agam orraibhse, nach bfuil grádh Dé ionnaibh.

43. Thaining misi a nainm mathar, agus ni ghlacthaoise mé: má thig neach eile an ainm féin, gheubhthaoi chugaibh é.

44. * Cionnas as éidir libhsi creidem, an tan ghabhthaoi glóir ó a chéile, agus nach iárrthaoi an glóir thig ó Dhia na ááonar?

*Caib. 12. 43.

45. Ná measaidh go ndéuna misi casaoid orraibh ag an athair: atá neach do ni casaoid orraibh, [edhon] Mhaoisi, an a gcuirthaoisi bhur ndóchus.

46. Oir dá gcreideadh sibh do Mhaoisi, do chreidfeadh sibh ḋamsa: * oir do sgrioḃ seision orramsa.

*Gen. 3. 15. Deut. 18. 15.

47. Acht muna ccreidtí dá sgribhennaibh súd, cionnus chreidfidhe dom bhriathraibhsi?

---

# CAIB. 6.



A Ndiaigh so do chuaiḋ Iósa tar fairrge na Galilé, [nó] Thiberias.

2. Agus do lean buidhean mór é, tré go bfacadar a comharthaidhe do rinne sé ar na ḋáoinibh éugcrúaidhe.

3. Agus do chuaiḋ Iósa suás ar sliabh, agus do ṡuiḋ sé an sin maille ré na deisciobluibh.

4. Agus do bhí an * Cháisg, féusda na Niúdaiḋeadh a bfogus.

*Levit. 23. 5. Deut. 16. 1.

5. Ar a naḋbharsin * an tan do thóg Iósa a ṡúile suás, agus do chunnairc sé go dtáinic buidhean mór chuige, a dubhairt sé ré Philib, ga háit as a gceinneochmaois arán do chum go niosaidis so [ni?]

*Mat. 14. 15.

6. (Acht a dubhairt sé so, dá thersughadhsan: oir do bhí a fios aige féin créd do ḋéunaḋ sé.)

7. Do fhreagair Philib dó, ni lór dóibh luach dá chéud pighinn daránaibh, do chum go nglacfaḋ gach aon aca beagán.

8. A dubhairt aon dá deisciobluibh, Aindrias derbhrathair Shimoin Peadair ris:

9. Atá búachaill beag áiridhe an so agá bfuilid cúig aráin eórna agus dá iásg bega: acht créud iád sin eidir an roimhead so?

10. Agus a dubhairt Iósa, tabhraidh fá dera do na ḋáoinibh suidhe síos. Agus do bhí mórán féir an sa náitsin. Ar a naḋbharsin do ṡuidheadar na ḋáoine síos, a nuimhir timchell chúig míle.

11. Agus do ghlac Iósa na haráin, agus ar mbreith buidheachus do roinn sé ar na deisciobluibh, agus na deisciobail ar na suidheannaibh iád: agus mar an ccéudna fós do na hiásgaibh bega an méid dob áill léo.

12. Agus an tan do sásaḋ iád, a dubhairt sé ré na deisciobluibh féin; cruinnighiḋ an ṡbruileach do bhí díomarcaigh, do chum nach rachadh éin ni amugha.

13. Ar a naḋbharsin do chruinnighedar, agus do líonadar dá chliabh déug do ṡbrúileach do na cúig haránaibh eórna, do bhí deasgbhlech ag an muintir a dith.

14. Ar a naḋbharsin an tan do chonncadar na ḋáoine sin an comhartha

do rinne Josa, a dubradar; as é so go firinneċ an fáiḋ úd do ḃi ċum teċt a a tsaoġal.

15. Ar a naḋbarsin a nuáir do aiṫin Josa go raiḃ siad a ti teċt agus breiṫ a ċum riog do ḋéunam de, dimṫiġ sé a ris ar a tsliaḃ na áonar.

* Math.14. 23. 16.* Agus an tan ṫainig an tráṫnóna, do ċúadar a ḋeisciobail sios ċum na fairrge.

17. Agus ar ndul a luing dóiḃ, do ċúadar tar fairge go Capernaúm. Agus do ḃi dorċadus ann a nuáirsin, agus ni ṫainig Josa ċuca.

18. Agus déirig an ḟairrge ag séideḋ do ġaoiṫ móir.

19. Ar a naḋbarsin an tan do rinnedar iomram timċeall a cuig no a deiċ ficheḋ do ‖ sdáidiḃ, do ċonncadar Josa ag siobal ar an ḃfairrge, agus ag druḋ ris an luing: agus do ġaḃ eagla iád.

‖ Staid leithcheathramh mhile.

20. Ac a dubairt seisean riú; is misi atá ann, ná bioḋ eagla orraiḃ.

21. Ar a naḋbarsin do ġabadar ċuca é go toileamhail don luing: agus ráinig an lung do láṫair don tir ann a rabadar ag dul.

22. An lá na ḋiaiġ sin do ċonnairc an slúaġ do ṡeas ar an dtaoḃ ṫall don fairrge, naċ raiḃ long ar biṫ eile ann sin, aċt a náon long úd ann a ndeaċadar a ḋeisciobailsion, agus naċ deaċaiḋ Josa lé na ḋeisciobluiḃ don luing, aċt gur imṫiġeadar a ḋeisciobail na náonar.

23. Agus tangadar longa beaga eile ó Thiberias láim ris an áit an ar iṫeadar an tarán, tar éis an tigearna breiṫ buiḋeaċais:

24. Ar a naḋbarsin an tan do ċonnairc an slúaġ naċ raiḃ Josa, ná a ḋeisciobail ann sin, do ċúadarsan leis a luing, agus tangadar go Capernáum, ag iarraiḋ Josa.

25. Agus ar na faġáil dóiḃ ar an dtaoiḃ ṫall don fairrge, a dubradar ris; a maiġisdir, gá huair ṫainig tú ann so?

26. Do ḟreagair Josa dóiḃ, agus a dubairt sé; go deimin, deimin a deirim riḃ, go niárrṫáoi mé, ni tré go ḃfacabair na comarṫuiḋe, aċt tré gur iṫeabair na harán agus gur sásadh sibh.

27. Déunaiḋ saoṫar, ni ar son an bioḋ ṫéiḋ amuġa, aċt ar son an bioḋ ṁaireas ċum na beaṫa sioruiḋe béuras mac an duine ḋiḃ: * oir as é so an té do ċomarṫaiġ Dia an taṫair. * Math.3. 17.

28. Ar a naḋbarsin a dubradar ris, créud do ḋéunum ionnus go noibreoċamaois oibreaċa Dé?

29. Do ḟreagair Josa agus a dubairt sé riú; * ag so obair Dé, sibsi do ċreideam ann sa té do ċuir sé uaiḋ. * 1 Eoin.3. 23.

30. Uime sin a dubradarsan ris: ar a naḋbarsin, créud é an comarṫa do ni tusa, ionnus go ḃfaicfiomáois agus go gcreidfiomaois duit? créud é an obair do ni tú?

31.* Diṫeadar ar naiṫreaċa Manna ar an ḃfásaċ: mar atá sgriobṫa; * tug sé arán ó neaṁ dóiḃ ré na iṫe. * Exod.16. 15. Uibhre 11.7. * Psal.78. 25.

32. Ar a naḋbarsin a dubairt Josa riú; go deimin, deimin a deirim riḃ, naċ é Maoise ṫug an tarán ó neaṁ ḋiḃ: aċt maṫairsi do ḃeir ḋaoiḃ an tarán firinneaċ ó neaṁ.

33. Oir as é arán Dé, an té do ṫuirling ó neaṁ, agus do ḃeir beaṫa don doṁan.

34. Ar a naḋbarsin a dubradar ris; a ṫigearna, tabair ḋuinne an tarán so a gcoṁnuiḋe.

35. Agus a dubairt Josa riú; is misi arán na beaṫa: an té ṫig ċugamsa, ni bia ocras go bráṫ air: agus an té ċreideas ionnam, ni bia tart go bráṫ air.

36. Aċt a dubairt mé riḃ, do ċonncabair mé fós, agus ni ċreidti.

37. Gaċ ni ḃeir an taṫair ḋam, tiocfaiḋ sé ċugam: agus an té ṫig ċugam, ni ṫeilgfe mé amaċ é.

38. Oir do ṫuirling mé ó neaṁ ni do ċum go ndéanainn mo ṫoil féin, aċt toil an té do ċuir uáiḋ mé.

39. Agus as i so toil a naṫar do ċuir

chuir uadh mé, nach léigfinn éinni amúgha
do nuile ní dá dtug sé dam, acht go
ndúsgfinn é an sa lá deigheanach.
40. Agus as í so toil an té do
chuir misi uadh, go bhfuighe gach neach do
chí an mac, agus chreideas ann, an betha
mharthanach: agus dúsgeóchaidh misi é
an lá deigheanach.
41. Air a nadhbharsin do rinnedar
na Iudaidhe monbhar air, tré go ndubhairt
sé, as misi an tarán do thuirling ó
neamh.
*Mat. 13. 55. 42. Agus a dubhradar; *an né nach
é so Iósa mac Ióseph, agar ab aithnidh
dúinne a athair agus a mháthair? air a nadh-
bharsin cionnus a deir sé, do thuirling
mé ó neamh?
43. Air a nadhbharsin do fhreagair
Iósa agus a dubhairt sé riú; ná déunaidh
monbhar eadruibh féin.
44. Ní héidir le neach ar bith teacht
chugamsa, muna dtairrnge an tathair, do
chuir uadh mé, é; agus dúsgeóchaidh misi
é an sa lá deigheanach.
45. Atá sgriobhtha ann sna fáidhibh;
*Isa. 54. 13. Ier. 31. 34. *agus beid siad uile ar na dteagasg ó
Dhia. Air a nadhbharsin gidh bé neach chluin-
eas ó nathair agus foghlumas, tig sé
chugamsa.
46. Ní he go bhfaca duine éinneach an ta-
*Mat. 11. 27. thair, *acht an té atá ó Dhia: ag so an
té do chunnairc an tathair.
47. Go deimhin, deimhin, a deirim
ribh, an té chreideas ionnamsa, atá an
betha mharthanach aige.
48. As misi arán na betha.
49. Dithitheadar bhur naithreacha Mhan-
na ar an bhfásach, agus fuaradar bás.
50. Ag so an tarán do thuirling
ó neamh, ionnus gidh bé itheas de, nach bhfuigh-
headh sé bás.
51. Is misi an tarán béo do thuir-
ling ó neamh: gidh bé iósas don arán
so, mairfidh sé go brath: agus an tarán
do bhéura misi uaim, as é mfeóil féin é,
do bheura mé ar son betha an domhain.
52. Air a nadhbharsin do bhí na Iú-
daidhe ag tagra ré chéile, ag rádh; ci-
onnas as éidir leis an bhfearso a fheoil
do thabhairt dhúinn ré na ithe?

53. Air a nadhbharsin a dubhairt Iósa
riú; go deimhin deimhin a deirim ribh;
muna ithi feoil mic an duine, agus
muna nibhthi a fhuil, ní bhfuil betha aguibh
ionnaibh féin.
54. An té itheas mfeoilsi, agus
ibheas mfuil, atá an betha mharthanach
aige: agus dúsgeóchaidh misi é an sa
lá deigheanach.
55. Oir as biadh go firinneach mfeoil-
si, agus ar deoch go firinneach mfuil.
56. Gidh bé itheas mfeoil, agus ibheas
mfuil, comhnuighidh sé ionnamsa, agus mi-
si ann san.
57. Mar do chuir an tathair béo misi
uadh, agus mairimsi tré sa nathair: as
mar sin fós gidh bé itheas misi, mairfidh sé
fós triom.
58. Ag so an tarán do thuirling
ó neamh: ní mar ditheadar bhur naithreasi
an Mhanna, agus fuaradar bás. An té
itheas an tarán so, mairfidh ré go brath.
59. A dubhairt sé na neitheasi ann sa
tsinagóg, an tan do theagaisg sé a
Gcapernaum.
60. Air a nadhbharsin ar na gclois-
din so do mhórán dá deisciobluibhsion a
dubhradar; as cruaidh an comhrádh so:
cia léar ab éidir éisdeacht ris?
61. Agus ar na aithne Dhíosa ann
féin go rabhadar a deisciobail ag
monbhar uime so, a dubhairt sé riú; an
ttugann so oilbhéim dibh?
62.*Creud chena má chítí mac an duine *Caib. 3. 13
ag dul suás ann sa nait a raibh sé ar
tús?
63. As é an spiorad beódhaigheas,
ní bhfuil tarbha ar bith sa bhfeóil: na
briathra labhruimsi ribh, is spiorad a-
gus as betha iád.
64. Acht atáid dream dhíbhsi nach
ccreideann. Oir do aithin Iósa ó thús cia
hiád an dream nar chreid, agus cia bhí
chum a brath.
65. Agus a dubhairt sé; is air a
nadhbharsin a dubhairt mé ribh nach éidir
le hénneach teacht chugamsa, muna raibh sé
ar na thabhairt dó ó mathair.
66. O sin amach do chuadar mórán
dá deisciobluibh tar a nais, 7 níor siob-
ladar ní sa mó leis. 67. Ar

67. Ar a naḋbharsin a dubhairt Iosa
ris an dá ḟer déug; a náill libhsi leis
imtheċt?
68. Ann sin do ḟreagair Siomon Peadar
é: a ṫigherna, cia ċuige a raċamaóis?
as agadsa atáid briaṫra na beaṫa
marṫannaiġe.
• Mat. 16. 69. Agus * ċreidmione, agus atá
16. a ḟios agoinn gur tusa Criosd mac
Dé bí.
70. Do ḟreagair Iosa dóibh; an é nar
ṫoghasa sibhsi, an dá ḟer déug, agus
atá fer agaibh na diabal?
71. Agus is ar Iudas Iscariót
[mac] Simoin do labhair sé: oir do bí
sé so eision do braṫ, ar mbeiṫ na
aón don dá ḟer déug dó.

---

## CAIB. 7.

AGus tar a éisi so do ċomn-
uiġ Iosa ann sa Ghalilé:
oir nior bháil leis comnuiġe
a ttír Iudaiġe, tré gur
smúainedar na Iudaide a
ṁarbhaḋ.
• Levit. 2. Agus do bí * féusda ná Niúdai-
23. 44. dheḋ [eadhon] Scenopégia, a bfogus.
3. Ar a naḋbharsin a dubradar a
bhráiṫreaċasan ris; fág so, agus im-
ṫiġ go tír Iudaiġe, do ċum go bfaic-
fidis do dheisciobail fós na hoibreaċa
do ní tú.
4. Oir ní déunann neaċ ar biṫ éin ní
a bfolaċ, agus iárrus é féin do beiṫ
oirdheirc: má ní tú iád so, foillsiġ
ṫú féin don tsaóġal.
5. Oir níor ċreideadar a bhráiṫreaċa
féin fós ann.
6. Uime sin a dubhairt Iosa riú; ní
ṫáinig maimsirse fós: as atá bhur
naimsirse do ġnáṫ ullamh.
7. Ní héidir leis a tsaóġal sibhsi
dfúaṫuġaḋ: as atá fúaṫ aige damh-
sa, do bhríġ go ndéunaim fiadhnuisi air,
gur ab olc a oibreaċa.
8. Imṫiġidhsi suás ċum na sollam-
nasa: ní raċa misi súas fós ċum na
• Caib. 8. sollamnasa, * oir mór coimliónaḋ maim-
20. sir fós.

9. An tan a dubhairt sé na neiṫeso
riú, dfan sé ann sa Ghalilé.
10. Agus tar éis a bhráiṫreaċ imṫeaċt
suás; do ċúaiḋ feisein mar an gcéadna
suás ċum na sollamna, ní ós áird, acht
mar dhe ós iseal.
11. Ar a naḋbharsin diárradar
na Iudaide é sa tsollamain, agus a
dubradar; gá hait a bfuil an fer úd?
12. Agus do bí monabar mór a
measg an phobail na ṫimċeallsan; oir a
dubhairt cuid díobh, as duine maiṫ é: as
a dubhairt cuid eile, ní headh: aċt mealluiḋ
sé an pobal.
13. Giodheaḋ ní ṫáinig aón duine ṫar-
ós áird, ar eagla na Niúdaidheḋ.
14. Agus tar éis leaṫa na sollamna
do ċríoċnuġaḋ, do ċuaiḋ Iosa súas
don teampoll, agus do ṫeaguisg sé.
15. Agus do bí iongnaḋ ar na Iu-
daidhibh, ag ráḋ; cionnas as aiṫnid don
ḟersa léiġionn, agus nar foghluim sé?
16. Do ḟreagair Iosa iád, agus a
dubhairt sé; ní leam féin mo ṫeagasg, acht
leis an té do ċuir uáḋ mé.
17. Giḋ bé neaċ lé nab áill a ṫoil-
sean do déunamh, aiṫéonaiḋ sé a dtim-
ċeall an teaguisg más ó Dhia atá sé, nó
an uáim féin labhruimsi.
18. Giḋ bé labhrus uáḋ féin, a sí a
gloir féin iárrus sé: as giḋ bé iár-
rus glóir an té ċuires uáḋ é, atá sé
firinneaċ agus ní bfuil éagcóir ann.
19. An né náċ * dtug Maóisi dli- • Exod. 24.
ġeaḋ díbhsi, agus ní ċoimlionann aóinneaċ 3.
aguibh an dliġeaḋ? * créd fá a márrṫaói • Caib. 5.
misi ṁarbhaḋ. 18.
20. Do ḟreagair an pobal, agus a
dúbradar, atá an diabal ionnad: cia
atá ag iárraiḋ do ṁarbhṫa?
21. Do ḟreaguir Iosa, agus a du-
bhairt sé riú; do rinne mé éun obair a
ṁain, agus atá iongnadh oruibhsi
uile.
22. Ar a naḋbharso tug * Maóisi an • Levit.
timċellġearraḋ díbhsi (ní ar son gur 12. 3.
ab ó Mhaóisi atá sé, * acht ó na haiṫribh) • Gein. 17.
agus do níṫí duine do timċellġearraḋ 10.
ann sa tSábóid.
23. Má ghlacann duine timċell-

ġearrṫaoi aṅ ſa tſábóid, do ċum naċ briſfiḋe dligeaḋ Ṁaoiſi, an bfuil fearg oraiḃ riumſa, ar ſon duine uile do ſlánuġaḋ aṅ ſa tſábóid?

24. * Ná beiriḋ breiṫ do réir na faicſiona, aċ beiriḋ an breiṫ ċeart. *Deut. 1. 16.

25. Uime ſin a dubradar dream ai-riġe ó Iaruſalém, a né naċ é ſo an té iarrṫaoi ſiad ċum a ṁarbṫa?

26. Aguſ féuċ, labrann ſé óſ áird, aguſ ni abraid éin ni riſ: an bfuil a deimfioſ ag na huáſaránaiḃ, gur ab é ſo Críoſd?

27. Aċ atá a fioſ againne gá haſ dó ſo, giodeaḋ an tan tioċfaſ Críoſd, ni bia a fioſ ag aondhuine gá haſ dó.

28. Uime ſin do éiġ Íoſa aṅ ſa teampoll, ag teagaſg aguſ ag ráḋ: atá a fioſ agaiḃ cia miſi, aguſ atá a fioſ agaiḃ gá haſ dam: aguſ ni u-aim féin táinig mé, aċ aſ fíriṅeaċ an té do ċuir uáḋ mé, ar naċ bfuil eoluſ agaiḃſi.

29. Aċ atá eoluſ agamſa air, oir aſ uáḋ atáim, aguſ aſ é do ċuir uáḋ mé.

30. Ar a naḋbarſin do ſantuiġea-dar breiṫ air: giḋeaḋ nior ċuir éundui-ne lám aṅ, do bríġ naċ dtáinig a uáir fóſ.

31. Aguſ do ċreideadar mórán don pobal aṅ, aguſ a dubradar; an tan tioċfaſ Críoſd, an ndéuna ſé ni ſa mó do ṁiorbuilib, ná do riṅe an fear ſo?

32. Do ċúaladar na fairiſinig an pobal ag monbar na neiteaḋſo na tim-ċeallſan, aguſ do ċuireadar na fairiſi-nig aguſ uáſarain na ſagart ṁóir dá ġlacaḋ.

33. Uime ſin a dubairt Íoſa riu; biaiḋ mé fóſ ſealaḋ beag bur bfoċair, aguſ na diaiġ ſin imteoċa mé ċum an té do ċuir uáḋ mé.

Caib. 13. 34. *Iarrfuiḋe mé, aguſ ni bfuiġti: aguſ a náit a mbia mé, ni fédfuiḋeſi teaċt aṅ.

35. Ar a naḋbarſin a dubradar na Iudaiḋe eatorra féin; gá háit a raċa an fear ſo, naċ bfuiġeamne é? an raċa ſé ċum na muintire atá ſgaptá a meaſg na nGréugaċ, aguſ an dteag-aſgfaiḋ ſé na Gréugaiḋ?

36. Créud aſ ciall don ċomráḋſo a dubairt ſé; iarrfuiḋe mé, aguſ ni bfuiġti: aguſ an áit a mbia mé, ni fédfuiḋeſi teaċt aṅ?

37. Aguſ * aṅ ſa lá mór deiġeanaċ don tſollamain, do ſeaſ Íoſa aguſ do éiġ ſé ag ráḋ, má tá tart ar aondui-ne, tigeaḋ ſé ċugamſa, aguſ ibeaḋ ſé. * Levit. 36.

38. Gið bé ċreideaſ ionamſa, * mar a dubairt an ſgriptúir, linnfid ſrota uiſge beo aſ a broiṅ. * Deut. 18. 15.

39. (Do * labair ſé ſo a dtimċeall na ſpioraide, do ġlacfaidiſ na daoine do ċreidfeaḋ aṅ ſan: oir ni raiḃ an ſpio-rad naom [ar na tabairt] fóſ, ar ſon naċ raiḃ Íoſa fóſ ar na ġlóruġaḋ. *Iſai. 44. 3. Joel 2. 28.

40. Uime ſin an tan do ċúaladar mórán don pobal an comráḋſo, a dub-radar; go fíriṅeaċ aſ é ſo an fáiḋ.

41. A dubradar dream eile; aſ é ſo Críoſd. Aċ a dubairt dream eile; an ón Ġalilé tioċfaſ Críoſd?

42. * An né naċ dubairt an ſgriob-tuir, go dtioċfaḋ Críoſd do ſiol Dáibi, ⁊ aſ Betelém an baile an a raiḃ Dáibi? * Mat. 2. 5.

43. Ar a naḋbarſin déiriġ coṁ-ſpóid a meaſg an pobail ar a ſonſan.

44. Aguſ do bṡanntuiġeadar cuid diob a ġlacaḋ, aċ nior ċuir éundui-ne láma aṅ.

45. Uime ſin tangadar na maoir ċum na nárdſagart aguſ na bfairiſi-neaċ: aguſ dfiafruiġeadarſan diob, créud fá naċ tugabair lib é?

46. Do freagradar na hoifigiġ, ni-or labair duine riaṁ mar an duineſi.

47. Ar a naḋbarſin do freagra-dar na fairiſinig iadſan; an bfuiltiſi mar an gcéudna ar bur mealaḋ?

48. Nar ċreid aondhuineaċ do na huáſ-aránaib aṅ, nó do na fairiſineaċaib?

49. Aċ atá an pobalſo ag naċ bfuil eoluſ an dliġiḋ, mallaiġe.

50. A dubairt Nicodémuſ riu, (an * té táinig ċuige aṅ ſa noiḋċe, aguſ do bi na aon diobſan,) *Caib. 6. 2.

51. *An ndaorann ar ndliġeadne duine *Deut. 17. 8

ar & 19. 15.

an biṫ, ní as ttáorga ná ċluinfeas sé
úaḋ, agus aiṫeónaiḋ sé cred do rinne
sé?
52. Do fregradar, agus a dub-
radar ris; an ón Ghalilé ṫusa leis?
lorgaiġ, agus féuċ, oir níor éirig fáiḋ
ón Ghalilé [riám.]
53. Agus do imṫigh gaċ aon dá
ṫig féin.

## CAIB. 8.

AGus dimṫigh Iósa cum sléi-
be na nolaġeḋ.
2. Agus ṫáinig sé go
moċ a ris don teampull, a-
gus ṫangadar an pobal
uile ċuige, agus ar suiḋe dó do ṫe-
gaisg sé iád.
3. Agus tugadar na sgriobuiḋe,
agus na fairisínigh bean ar a rugaḋ a
nadaltrannus ċuige: agus ar na cur
a lár,
4. A dubradar ris; a ṁaiġisdir,
rugaḋ ar an mnáoisi sa ngníoṁ féin,
ag déanaṁ adaltrannais:
5. * Agus do aiṫin Maóisi dhúinn sa
dliġeḋ a leiṫeidsi do ḃásuġuḋ le
cloċaiḃ: ar a naḋbharsin cred a deir
ṫusa?
6. Agus as é aḋbhar fá a ndubra-
dar sin dá ṫeasduġaḋsan, ionnus go
gcuirfidís cúis air. Acht ar gcromaḋ
síos Ióisa, do sgríob sé le na ṁéur
ar a talaṁ.
7. Agus an tan do leanadar ag
cur na cesda sin air, déirig sé suás,
agus a dubhairt sé riú; * gidh bé agaibhsi
atá gan peacaḋ, caiṫeaḋ sé an ċloċ
ria.
8. Agus ar gcromaḋ síos dó a
ris, do sgríob sé ar a talaṁ.
9. Acht mar do ċualadarsan na nei-
ṫesi, agus a gcoguas dá naġra, do
imṫiġeadar amaċ a ndiaiġ a ċéile, ag
tosuġaḋ ó na sinsioraiḃ gus na dáoi-
niḃ déigeanaċa: agus do fágaḋ Iósa
na aonar, agus an bean na sesaṁ a
lár.

* Levit. 20. 10.

* Deut. 17. 7.

10. Agus an néirġe suás dIósa,
an tan naċ bfaca sé aoinduine aċt an
bean, a dubairt sé ria; a bean, cáit a
bfuilid an luċt úd do ċuir cúis ort?
nar damnuiġ aoinduine ṫú?
11. A dubairt sisi; a ṫiġearna, níor
damnuiġ aoinduine. Agus a dubairt
Iósa ria, ní mó damnuiġimsi ṫú: im-
ṫiġ roṁad, agus na peacaiġ feasda.
12. Ar naḋbharsin do labair Iósa
riú a ris, ag ráḋ; * is misi solus an
doṁain: giḋ bé leanas misi, ní siobal-
fa sé a ndorċadas, acht do ġeuba sé
solus na beaṫa.
13. Uime sin a dubradar na fai-
risínigh ris; atá ṫú ag déanaṁ fiadh-
nuisi ort féin, ní bfuil ṫfiaḋnuisi fí-
rinneaċ.
14. Do freagair Iósa agus a du-
bairt sé riú; * gé nimsi finné daṁ féin,
atá mfinné fírinneaċ: do ḃríġ go bfuil
a fios agam gá háit as a ttáinig mé,
agus ga háit a ttéigim: acht ní bfuil
a fios agaibhsi gá háit as a ttáinig
mé, no gá háit a ttéigim.
15. Do réir na feola beirṫisi breiṫ,
ní beirimsi breiṫ ar aoinduine.
16. Agus fós dá mbéarainn breiṫ, as
fírinneaċ mo breiṫeaṁnus: oir ní bfuilim
am aonar, acht misi agus an taṫair do
ċuir uáḋ mé.
17. Agus * atá sgríobṫa an bur
ndliġeḋsa, gur fíor finné deisi.
18. Atáimse ag déanaṁ finné dom
ṫáob féin, agus an taṫair do ċuir úaḋ
mé do ní sé fiaḋnuisi leam.
19. Uime sin a dubradarsan ris;
gá háit a bfuil haṫair? do freagair Iósa
iád; ní haiṫne dáoibhse ceaċtar aguinn,
misi ná maṫair: dá mbeiṫ eólus agaibh
orumsa, do beiṫ eólus agaibh ar ma-
ṫair mar an gcéadna.
20. Do labair Iósa na briaṫrasa
a nait coimeúda an ċisde, ag teagasg
ann sa teampall: agus níor ċuir aoin-
duine láṁ ann: oir ní ṫáinig a uáir
fós.
21. Na diaiġ sin do labair Iósa
riú a ris; atáimsi ag imṫeaċt agus
iárrfuiḋesi mé, agus do ġeubṫáoi bás
an

* Caib. 1. 5. & 9. 5.

* Caib. 5. 31.

* Deut. 17. 6. Math. 18. 16.

an bur bpeacaḋ; mar a dtéiġimsi ni héidir libsi teaċt.

22. Uime sin a dubradar na Iúdaiġe; an marbóċa sé é féin, fá a nabair sé; mar a dtéiġimsi ni héidir libsi teaċt.

23. Agus a dubairt sé riú; is a níos dáoibsi, agus as a nsuás damsa: don tsáoġalsa sibsi, ni don tsáoġalsa misi.

24. Ar a naḋbharsin a dubairt mé rib, go bfuiġeaḋ sib bás an bur bpeacaiḋib; oir muna ccreidti gur misi atá ann, do ġeabṫaoi bás an bur bpeacaiḋib.

25. Uime sin a dubradar ris; cia tú féin? agus a dubairt Iósa riú; an ni a deirim rib ó túsi.

26. Atá mórán agam ré labairt agus ré breaṫnuġaḋ bur dtimċeallsa: ás as firinneaċ an té do ċuir uáḋ mé: agus labraim ris a tsáoġal na neiṫe do ċualaiḋ mé uáḋsan.

27. [As] níor ṫuigeadar gur a dtimċeall a naṫar do labair sé riú.

28. Ar a naḋbharsin a dubairt Iósa riú; an tan ṫóigeubṫaoi suás mac an duine, ann sin aiṫeónṫaoi gur misi atá ann, agus naċ déunaim éinni uáim féin, ás gur mar do ṫeagaisg an taṫair mé, labraim na neiṫesi.

29. Agus atá an té do ċuir uáḋ mé am foċair. Níor fág an taṫair am aonar mé, do bríġ go ndéunaim do ġnáṫ na neiṫe as mian leision.

30. Ar labairt na neiṫeasa dó do ċreideadar mórán ann.

31. Ar a naḋbharsin a dubairt Iósa ris na Iúdaiḋib do ċreid dó; má ċomnuiġṫisi am bréiṫirsi, go firinneaċ beiṫi bar ndeisciobluiḃ agam.

32. Agus aiṫeónṫaoi a nfírinne, agus saórfaiḋ a nfírinne sib.

33. Do freagradarsan é; síol Abraham sinne, agus ni deárnamar seirbis déunduine riám: cionnas a deir tusa, beiṫi saór?

34. Do freagair Iósa iáḋ; go deimin, deimin a deirim rib, giḋ bé do ni peacaḋ as seirbiseaċ don peacaḋ é.

35. As ni ċomnuiġeann an seirbiseaċ sa tiġ go siorruiḋe: fanaiḋ an mac go siorruiḋe.

36. Ar a naḋbharsin má sáorann an mac sibsi, beiṫi saór dá ríriḃ.

37. Atá a fios agam gur do síol Abrahám sib, giḋeaḋ iárrṫaoi misi marbaḋ: oir ni faġann mo briaṫar ionad ionnaib.

38. Labraimsi an ni do ċonnairc mé ag maṫair, agus do niṫisi an ni do ċonncabair ag bur naṫair féin.

39. Do freagradarsan, agus a dubradar ris; as é Abraham ar naṫairne. A dubairt Iósa riú, dá maḋ clann Dabraham sib, do déunaḋ sib oibreaċa Abraham.

40. As iárrṫaoi a nois misi marbaḋ, noċ do innis dáoib a nfírinne, do ċualaiḋ mé ó Dhia: ni dearna Abraham so.

41. Do niṫisi oibreaċa bur naṫar féin. Uime sin a dubradarsan ris; ni a naḋaltrannus rugaḋ sinn: atá aon aṫair aguinn, Dia.

42. Ar a naḋbharsin a dubairt Iósa riú; dá maḋ é Dia bur naṫairsi, gan ċunntabairt do ġráiḋeóċaḋ sib misi: oir is ó Dhia do ġluáis mé, agus ṫáinig mé: agus ni uáim féin ṫáinig mé, ás eisean do ċuir uáḋ mé.

43. Créd fá naċ dtuigṫi mo ċomrádsa? ar son naċ bféudṫaoi mo briaṫar déisdeaċt.

44. * As é an diabal as aṫair dáoib, agus as iáḋ miana bur naṫar as toil libsi déunaṁ. Do bi seision na fear dúnmarbṫa ó tus, agus níor ċomnuiḋ sé sa bfírinne: oir ni bfuil fírinne ann: a nuair do ni sé bréag, uáḋ féin labrus sé, óir as bréagaċ é, agus as sé as aṫair don bréig. * 1 Eóin. 3. 8.

45. As do bríġ go labraimsi an fírinne, ni creidti mé.

46. Cia dibsi ċuireas peacaḋ am leiṫ? má a deirim a nfírinne, créd fá naċ creidti dam?

47. Giḋ bé atá ó Dhia, éisdiḋ sé briaṫra Dé; is uime naċ éisdtisi, ar son naċ ó Dhia sib. * 1 Eóin. 4. 6.

48. Uime sin do ḟreagradar na Iú-
daiġe, agus a dubradar ris; an né
nac maiṫ a deirmid gur Samaritá-
nac ṫú, agus go bfuil deman ionad?
49. Do ḟreagair Iósa; ní bfuil de-
man ionamsa: aċ do beirim onóir dom
aṫair, agus do beirtisi easonóir dam-
sa.
50. Agus ní i mó glóir féin iarr-
aimsi, atá neaċ iarrus agus beireas
breiṫ.
51. Go deimin, deimin, a deirim
ribh, gidh bé coiméudfas mo briaṫarsa,
ní faicfi sé bás go siorraiḋe.
52. Ar a naḋbarsin a dubradar
na Iúduiġe ris; aiṫnimid a nois go
bfuil an diábal ionad. Fuair Abraham
agus na fáiġe bás: agus a deir tu-
sa, gidh bé coiméudfas mo briaṫarsa,
ní blaisfe sé bás go siorraiḋe.
53. An mó tusa ná ar naṫair Abra-
ham, noc fuáir bás? agus fuaradar
na fáiġe bás: créd an neaċ do ní tusa
diot féin?
54. Do ḟreagair Iósa; má beirimse
glóir dam féin, ní bfuil táoḃas an mo
glóir: as é maṫair do beir glóir dam,
noc a deirtisi gur ab é bur Dia féin
é.
55. Agus ní bfuil aiṫne agaibsi
air: gidheaḋ is aiṫne damsa é: agus
má a deirim nac aiṫne dam é, biáid
mé cosmuil ribsi, bréagac: gidheaḋ as
aiṫne dam é, agus coiméudaim a bri-
aṫar.
56. Do bí gáirdeaċus mór ar bur
naṫairse Abraham, fám lása dfaic-
sin: agus do cunnairc sé é, agus do bí
lúaṫgáir air.
57. Uime sin a dubradar na Iúdui-
ġe ris; ní bfuil deic mbliaḋna agus
dá ficeaḋ dhaois agad fós, agus an bfa-
caiḋ tu Abraham?
58. A dubairt Iósa riú; go deimin,
deimin, a deirim ribh, go bfuilimsi ann
sul do bí Abrahám.
59. Uime sin do tógbadar cloċa,
do ċum go gcaiṫfidis ris iád: as do
folaiġ Iósa é féin, agus do cuáid sé
amaċ as an tempall, ag dul tré na
lár; agus do chuáidh sé tharrsa
mar sin.

## CAIB. 9.

Agus ag gabáil ṫairis do cun-
nairc Iósa duine do bí dall ó
rugaḋ é.
2. Agus dfiárfuiġeadar
a deisciobuil de, ag ráḋ;
a maiġistir, cia peacaiġ, an fearso fé-
in, nó a aṫair agus a maṫair, fá rugaḋ
dall é?
3. Do ḟreagair Iósa; níor peacaiġ sé
so, ná a aṫair agus a maṫair; as do
ċum go bfoillseoċtaoi oibreaċa Dé ann.
4. Is éigean damsa oibreaċa an té ó
dtáinig mé do déunam, an feaḋ as lá é:
atá a noiḋċe ag teaċt, ann nac bféadann
duine obair a déunam.
5. An feaḋ atáim ar an tsaoġal,* as * Caib. 1. 9
mé solus an tsaoġail.
6. An tan a dubairt sé so, do ċaiṫ
sé seile air an dtalam, agus do rinne
sé láib don tseile, agus do cumail sé
an láib do súilib an doill:
7. Agus a dubairt sé ris; imṫiġ,
ionail a loc Shiloam, noc minigṫear, ar
na cur. Uime sin do imṫiġ sé, agus
do ionail sé, agus táinig a ris agus
a radarc aige.
8. Ar a naḋbarsin a dubradar na
comarsain, agus na daoine do cunnairc
dall é roime sin; an né nac é so an
té do bí na suiḋe ag iarraiḋ na déir-
ce?
9. A dubradar cuid díob, as é so
é; agus cuid eile, gur cosmuil ris
é. A dubairt sé féin, as mise féin é.
10. Uime sin a dubradar ris; créd
é an moḋ air an hosgladh do súile?
11. Do ḟreagair seision, agus a
dubairt sé; an té dár ab ainm Iósa
do rinne sé láib, agus do cumail sé
dom súilib i, agus a dubairt rium, im-
ṫiġ go loc Shiloam, agus ionail; a-
gus dimṫiġ misi, agus dionnail mé, a-
gus fuarus mo radarc.
12. A dubradarsan ris ann sin;
gá

gá hait a bfuil sé? a dubhairt seision, ní bfuil a fios agam.

13. Rugadar léo ċum na bpairisíneaċ, an té so do bí dall roimhe sin.

14. Agus do bí an tsábóid ann an tan do rinne Iosa an láib, agus dosguil sé a ṡúile.

15. Ar a naoḃarsin dfiafruiġeadar na pairisinig a ris de, cionnus fuair sé a radharc. Agus a dubhairt seisean riú; do ċuir sé láib ar mo ṡúilib, agus dionnluic mé, agus do ċím.

16. Uime sin a dubradar cuid do na pairisíneaċaib; ní ó Dhia an duinesi; oir ní ċongbhann sé an tsábóid: a dubradar cuid eile, cionnus as éidir lé duine peacaċ, a leithéid so do ċomarṫaoib a ḋéunamh? Agus do bí siosma eatorra.

17. A deirid siádsan a ris ris a dall; créud í do baramhuil don té úd, ar son gur osguil sé do ṡúile? agus a dubhairt seisean, is fáiḋ é.

18. Uime sin níor ċreideadar na Iúdaiġe uaḋ go raib sé dall, agus go bfuáir sé a raḋarc, nó gur ġoireadar aṫair agus máṫair an té fuáir a raḋarc.

19. Agus dfiafruiġeadar díob, ag ráḋ; an né so bur macsa, nóċ a deirti rugaḋ dall? ar a naoḃarsin cionnas do ċí sé a nois?

20. Do freagair a aṫair agus a máṫair iád, agus a dubradar; atá a ḋeimhin aguinn gur ab é so ar mac, agus go rugaḋ dall é:

21. As cionnus do ċí sé a nois ní fios dúinn: nó cia dosguil a ṡúile, ní bfuil a fios aguinne: atá aois aige, fiafruiġiḋ de féin, freigeoraiḋ sé ar a son féin.

22. A dubhairt a aṫair agus a máṫair na briaṫarsa, ar eagla na Niúdaiġeaḋ: oir do órduiġeadar na Iúdaiġe roimhe sin, gid bé daidmeoċaḋ gur beisean Criosd, a ċur as an tsinagóig.

23. Ar a naoḃarsin a dubradar a aṫair agus a máṫair; ata aois aige, fiafruiġiḋ de féin.

24. Ann sin do ġoireadarsan an dara huáir an duine do bí dall, agus a dubradar ris; tabhair glóir do Dhia: atá a ḋeimhin aguinne gur ab peacaċ an duinesi.

25. Ar a naoḃarsin do freagair seision agus a dubhairt sé: más peacaċ é, ní bfuil a fios agamsa: atá fios a néiṫ neiṫesi agam, go raib mé dall, agus go bfaicim a nois.

26. Agus a dubradarsan ris aris; créd do rinne sé riot? cionnas dosguil sé do ṡúile.

27. Do freagair seisean iád; dinnis mé dib ċeana, agus níor éisdeabhair: créud fa máṫsoi a ċloisdin a ris? in mian libsi leis beiṫ bur ndeisciobluiḃ aige.

28. Uime sin tugadar aiṫis dó, agus a dubradar: bisi ad ḋeisciobal aige: as is do Mhaoisi is deisciobail sinne.

29. Atá a fios aguinne gur labhair Dia ré Maoisi: as ní bfuil a fios aguinn gá has don fersa.

30. Do freagair seisean, agus a dubhairt sé riú; ata ní iongantaċ ann so, naċ bfuil a fios aguibsi gá has dó, agus gur osguil sé mo ṡúilesi.

31. As atá a fios aguinn naċ éisdeann Dia na peacaiġ: as má beir duine onóir do Dhia, agus má ní sé a toil, éisdiḋ sé an fersin.

32. Ní clos ó ṫosaċ an tsaoġail, gur osguil duine súile duine rugaḋ dall.

33. Muna mbiaḋ an fersin ó Dhia, níor béidir leis ní ar bit a ḋéunamh.

34. Do freagradarsan, agus a dubradar ris; a bpeacaiḃ rugaḋ tusa uile, agus an dteagaisgeann tu sinne? agus do teilgeadar amaċ é.

35. Do ċualaiḋ Iosa gur teilgeadar amaċ é: agus mar tárla sé air, a dubairt sé ris; an gcreideann tusa a mac Dé.

36. Do freagair seision, agus a dubairt sé; agus cia hé féin, a ṫigearna, ionnus go gcreidfinn ann?

37. A dubhairt Iosa ris, do ċunnaic tú é: agus as é an té labhrus riot é.

38. Agus a dubhairt seision, creidim, a thighearna. Agus do onóruigh sé é.

39. Agus a dubhairt Iósa; chum breitheamhnuis táinig mise ar an tsaoghal-sa: ionnus go bhfaicfidís na daoine nach bhfaiceann, agus go ndallfuidhe na daoine do chí.

40. Agus do chualadar cuid áiridhe do na Phairiseachaibh do bhí na fochair na neithesi, agus a dubhradar ris; an bhfuilmidne dall leis?

41. A dubhairt Iósa riú; dá mbeith sibh dall, ní bhiadh peacadh oraibh: ar a nois a deirthi, do chimid: ar a nadhbharsin, fanaidh bhur bpeacadh, [oraibh.]

## CAIB. 10.

GO deimhin, deimhin, a deirim ribh, gidh bé nach dtéid a steach tríd an ndorus go cró na gcaorach, acht téid suas a dtaoibh eile, is gadaidhe é agus biothamhnach.

2. Acht gidh bé théid a steach tre an dorus, as é aodhaire na gcaorach é.

3. Is dó so osglas an doirrseóir, agus éisdid na caoiriġ a ghuth: agus goiridh sé a chaoiriġ féin a nanmann, agus treoruighidh sé amach iád.

4. Agus an tan léigeas sé a chaoiriġ féin amach, siobhlaidh sé rómpa, agus leanaid na caoiriġ é: oir aithnighid siád a ghuth.

5. Agus ní leanfaid siád aodhaire coimhthigheach, acht teithfid uadh: do bhrígh nach aithnid dóibh guth na gcoimhthigheach.

6. Do labhair Iósa an chosamhlachtso riú. Gidheadh níor thuigeadarsan na briathra a dubhairt sé riú.

7. Ar a nadhbharsin a dubhairt Iósa riú arís; go deimhin, deimhin, a deirim ribh, gur mise dorus na gcaorach.

8. A dtáinig rómham uile as gadaidhthe iád agus biothamhnaigh: acht níor éisdeadar na caoiriġ riú.

9. Is mise an dorus, gidh bé neach rachas a steach triomsa, slánóchthar é: agus rachaidh sé a steach, agus amach, agus do gheuba sé innbhear.

10. Ní thig an gadaidhe, acht do ghoid, agus do mharbhadh, agus do milleadh: tháinig mise ionnus go mbiadh beatha aca, agus go mbiadh sí ní is fairsinge aca.

11. * As mise an taodhaire maith: cuiridh an taodhaire maith a anam féin ar son na gcaorach. * Isai. 40. 11. Ezech. 34.23.

12. As an tuarasdaluighe, agus an té nach bhfuil na aodhaire, agus nach leis féin na caoiriġ, do chí sé an mactíre ag teacht, agus fágbhaidh sé na caoiriġ, agus teithidh sé: agus fuadaighe an mactíre na caoiriġ, agus scabaighe sé iád.

13. As teithidh an tuarasdaluighe, ar son gur tuarasdaluighe é, agus nach bhfuil suim aige ann sna caoruibh.

14. As mise an taodhaire maith, agus aithnighim mo chaoiriġ féin, agus aithnighid mo chaoiriġ féin mé:

15. Mar aithnigheas an tathair misi, agus aithnighimsi an tathair: agus do bheirim manam ar son na gcaorach.

16. Agus atáid caoiriġ eile agam nach don chró so: agus caithfid mé iád sin leis do thabhairt liom, agus éisdfid siád mo ghuth, * agus biaidh aoinchró amháin, agus aoinaodhaire amháin ann. * Ezech. 37. 22.

17. Ar a nadhbharso ghráduighes mathair misi, * ar son go gcuirim manam uaim, do chum go nglacfuinn é arís. * Isai. 53. 7, 8.

18. Ní bheireann éunduine uaim é, acht cuirim féin uaim féin é: atá cumhachta agam a chur uaim, agus atá cumhachta agam a ghabháil chugam arís. * Fuair mé an aithnesi ó mathair. * Gníomh. 2.24.

19. Ar a nadhbharsin déirigh conspóid a ris eidir na Iúdaighibh tré na briathraibhse.

20. Agus a dubhradar mórán díobh; atá diabhal ann, agus atá sé ar buile: créd fá néisdti ris?

21. A dubhradar cuid eile; ní briathra duine iona bhfuil diabhal iád so: an bhféudann an diabhal súile na ndaoine dall doslagadh?

22. Agus do bhí * sollamain coimhnighthe athtógbhála an teampoill a nIarusalem, agus do bhí an geimhreadh ann. * 1 Mac. 4. 59.

23. Agus

23. Agus do bhi Iósa ag siobhal ann sa tTempall a bpóirsi Sholaimh.

24. Uime sin do ċruinniġeadar na Iudhaighe na ttimċell, agus a dubhradar ris; gá fad ċoimhéodas tú sinn a namharus? más tú Críosd innis dúinn é ós árd.

25. Do ḟreagair Iósa iád; d'innises dhóibh, agus ni ċreidtí mé: na hoibriġeċa nim a nainm maṫar, do níd siad finné dam.

26. Gidheadh ni ċreidtí si: oir ni dom ċáoirċaibh sibh, mar a dubhairt mé ribh.

27. Do ċluinid mo ċháoiriġsi mo ġuth, agus aithniġim iád, agus leanaid siád mé:

28. Agus do beirim an beatha marrthanach dóibh, agus ni raċaid siád a muġa go bráth, agus ni ḟuaideoċaidh einneċ as mo láimh iád.

29. Maṫair noċ thug damsa [iád] as mó é ná na huile: agus ni ḟéudann éinneċ a bḟuadach as láimh maṫar.

30. Misi agus a tAṫair as aon sinn.

31. Uime sin do ṫógbhadar na Iúdhaighe cloċa a ris, chum a gcaitte ris.

32. Do ḟreagair Iósa iád; do ṫaisbéun mé mórán doibriġeaibh maiṫe dóibh ó Maṫair: cia aca obair ar air son a ngabhthaoi do ċloċaibh orm.

33. Do ḟreagradar na Iúdaide é, ag rádh; ni ar son oibre maiṫe ġabhmaoid do ċloċaibh ort, ag ar son blaisfeime: agus air son tusa agus tú ad duine, go ndéunann tú Dia diot féin.

34. Do ḟreagair Iósa iád; * an né naċ bḟuil sgriobhṫa an bhur ndligheadh, a dubhairt misi as Dée sibh? *Psal.82,6

35. Má a dubhairt sé gur Dée na dóine úd chum a dtáinig briaṫar Dé, agus naċ éidir an sgriobhtúir a sgaoileadh:

36. A nabartaoisi ris an té do beannuigh an tAṫair, agus do ċuir sé úadh go an saoġal; do ni tú blaisfeime, do bhrigh go ndubhairt mé gur mé mac Dé?

37. Muna ndéunaim oibreċa maṫar ná ċreidtaoi damh.

26. 38. As má nim, gé naċ ccreidtí damsa, creididh do na hoibriġeaibh: ionnus go naiṫéonadh sibh, agus go gcreideadh sibh, go bḟuil an tAṫair ionnamsa, agus misi ann san.

39. Uime sin diárradar a ris a ġlacadh: agus dimṫig sé as a lámhaibh.

40. Agus do ċuaidh sé a ris tár Iordán, don ionadh an ar baisd Eóin ar tús: agus do ċomnuigh sé ann sin.

41. Agus tangadar mórán ċuige, agus a dubhradar; ni dearna Eóin miorbhuile ar biṫ: as gaċ uile ni dá ndubhairt Eóin dá ttaoibh so dob fíor iád.

42. Agus do ċreideadar mórán ann sa naiṫ sin ann.

## CAIB. 11.

AGus do bhi óglaċ áiriġe tinn, dar bainm Lásarus ó Bhetánia baile Muire agus Mharta a dearbhṡeathrach.

2. (* Agus do bhi Muire do ong an tigerna lé huinnement, agus do tiormuigh a ċosa lé na gruaig, dar dearbhraṫair Lásarus do bhi tinn. *Mat.26.7

3. Uime sin do ċuireadar a deirbhṡeaṫraċa fios ċuigesion, ag rádh; a tiġerna féuċ, atá an té as ionmhuin leis tinn.

4. Agus ar na ċloisdin sin do Iósa, a dubhairt sé: ni bḟuil an tinneas so chum báis, ach chum glóire Dé: do ċum go bḟuigheadh mac Dé glóir dá ttaoibh.

5. Agus dob ionmhuin lé hIosa Marta, agus a deirbhṡiur, agus Lásarus.

6. Uime sin mar do ċualaidh sé go raibh sé éugcruaidh, dfan sé fós dá lá na comnuidhe ann sa náit a raibh sé:

7. Agus tar a éis sin a dubhairt sé ré na deisciobhlaibh; déunam a ris go tír Iúdaide.

8. A dubhradar a deisciobail ris; a maighisdir, a nois diárradar na Iúdaide gabháil do ċloċaibh ort: agus an bḟuil tú ag dul a ris ann?

9. Do ḟreagair Iósa, an né naċ bḟuil

dá uair déag sa ló? má shiublann duine
ann sa ló, ni fagann sé tuisleadh: oir do
chi sé solus an tsaoghailsi?
10. Gidheadh má shiublann duine sa
noidhche, do gheib sé tuisleadh: oir ni bhfuil
solus ann.
11. A dubhairt sé na neithesi, agus
na dhiaighsin a dubhairt sé riu; atá ar
gcara Lazarus na chodladh: as atá-
imse ag dul dá dhúsgadh as a chodladh.
12. Ann sin a dubhradar a dheisci-
obail; a thighearna, má tá sé na chod-
ladh, biaidh sé slán.
13. Gidheadh as a dtimchioll a báis do
labhair Iosa: as do shaoileadarsan gur
a dtimchioll a shuain chodalta do labhair
sé.
14. Uime sin a dubhairt Iosa an tan
sin os aird riu; fuair Lazarus bás.
15. Agus atá lúathgháir oram ar
bhur sonsa, (do chum go gcreidfeadh sibh)
nach raibh mé a láthair ann sin: as dénam
chuige.
16. Ar a naobharsin a dubhairt To-
más, ré ráidhtear Didimus, ré na chom-
dheisciobluibh; dénaimne leis dfagháil
báis na fharradh.
17. Uime sin tháinig Iosa, agus
fuair sé é ar gcaithemh ceithre lá chena
ann sa tuama.
18. Agus do bhi Betania a bhfogus
Dierusalém a ttimchioll chuig sdáide
déag:
19. Agus tangadar mórán do na
Iúdaighibh chum Martá agus Muire dá
gcomfurtachadh fá na ndearbhrathair.
20. Agus mar do chualaidh Martá
go raibh Criosd ag teacht, do chuaidh si
na choinne: as do fan Muire na suidhe
a stigh.
21. Uime sin a dubhairt Martá ré
Iosa; a thighearna, dá mbeitheása ann so,
ni bhfuigheadh mo dhearbhráthairsi bás:
22. As atá a dheimhin agam anois
mar an gcedna, gidh bé ni iarrfus tú
ar Dhia, go ttiobhra Dia duit é.
23. A dubhairt Iosa ria; éireochuidh
do dhearbhráthair a ris.
24. A dubhairt Martá ris, * atá a
fhios agam go néireochaidh sé ann sa neis-
éirghe, an lá deighenach.

* Lúc. 14. 14. Caib. 5. 29.

25. A dubhairt Iosa ria; is misi a
neiseirghe agus an * betha: gidh bé * Caib. 6. 35.
chreideas ionam, dá mbeith go mbiaidh sé
tar éis báis, mairfidh sé:
26. Agus gidh bé mhaireas, agus
chreideas ionamsa: ni bhfuighe sé bás go
bráth: an gcreideann tú so?
27. A dubhairt sisi ris; creidim a
thighearna; do chreid mé gur tusa Criosd
mac Dé, tháinic chum an tsaoghailse.
28. Agus an tan a dubhairt si so,
dimthigh si, agus do ghoir si a deirbh-
shiur Muire a nuaigneas, ag rádh; thái-
nic an maighisdir, agus atá sé dod
iarraidhsi.
29. An tan do chualaidh sisi sin,
déirigh si go tapaidh, agus tháinig si
chuige.
30. (Oir ni tháinig Iosa fá namsin
don bhaile: as do bhi sé ann sa náit ann
a dtárla Martá dó.)
31. Uime sin na Iúdaighe do bhi a
bhfochair Mhuire a stigh, dá comfurtachas,
an tan do chonncadar ag éirghe go ta-
paidh i, agus ag dul amach, do leanadar
i, ag rádh; atá si ag dul chum an tuá-
ma, do chaoineadh ann.
32. Ar a naobharsin an tan tháinig
Muire sa náit a raibh Iosa, agus do
chonnairc si é, do theilg si i féin fá na cho-
saibh, agus a dubhairt si ris; a thighear-
na, dá mbeitheása ann so, ni bhfuigheadh mo
dhearbhráthairsi bás.
33. Ar a naobharsin an tan do
chonnairc Iosa ag gul í, agus na Iúdaighe
tháinig lé ag gul mar an gcedna, do
rinne sé osna ann a spiorad, agus do
buaidhreadh sé é féin.
34. A dubhairt sé; gá háit ar chui-
rebhar é? a dubhradar ris; a thighearna,
tarr agus féuch.
35. Agus do ghuil Iosa.
36. Uime sin a dubhradar na Iú-
daighe, féuch cionnus do ghráidhigh sé é.
37. A dubhradar cuid diobh; a né
nach bhféadfadh * an té so dosgail súile *
an doill, a tabhairt fá deara mar an
gcedna, nach bhfuigheadh an fersa bás?
38. Uime sin tháinig Iosa, agus é a
ris ag osnaidhe ann féin, chum an tuama:
agus

* Caib. 14

agus dob uáiṁ mór é, agus cloċ ar
na cur ó sa ċionn.
39. A dubhairt Iosa, tógbhaidh an ċloċ.
A dubhairt Marta deirbhsiur an duine
ṁairbh ris; a ṫighearna, atá droċbhaladh
a nois air: óir atá ceiṫre lá ó ḟuair
sé bás.
40. A dubhairt Iosa ria; naċ dubhairt
mé riot má ċreideann tú, go bhfaicfe tú
glóir Dé?
41. Uime sin do ṫógbhadar an ċloċ
don áit a raibh an duine marbh curṫa.
Agus do ṫóg Iosa a ṡúile suás, agus
a dubhairt sé; a aṫair, do beirim buidheaċus
duit, do ḃríġ gur éisd tú rium.
42. Agus atá a deiṁin agam, go
gcluin tú mé do ġnáṫ: as ar son an
pobail atá na seasaṁ am ṫimċeall, a
dubhairt mé so, ionnus go gcreidfidís
gur tusa ċuir uait mé.
43. Agus tar éis so do ráḋ ḋó,
a dubhairt sé do ġuṫ árd; a Lásarus,
tárr amaċ.
44. Agus ar an mball ṫáinig an
duine marbh amaċ, agus a láma agus
a ċosa ceangailte ris a naisḋaċ, agus
a aġaidh ceangailte ré naipcin. A
dubhairt Iosa riú; sgaoilidh é, agus leigidh
dó imṫeaċt.
45. Uime sin mórán do na Iuduidhibh
ṫáinig ċum Muire mar do ċoncadar na
neiṫe do rinne Iosa, do ċreideadar ann.
46. Agus do imṫigeadar cuid aca
ċum na bhfairiseaċ, agus dinnseadar dóibh
na neiṫe do rinne Iosa.
47. Ar a naḋbharsin do ċruinniġeadar
uáṫarán na sagart agus na
bfairiseaċ comhairle, agus a dubhradar;
créd do dhénam? óir as iomda míorbhuile
da ní an fear so.
48. Má ḟulaingemid é mar só, creidfid
na huile daoine ann, agus tiocfaid
na Rómánaiġ agus sgriosfaid siad ar
náit, agus ar gcineaḋ.
49. Ann sin fear áiriġe dhíobhsan
Caiphas, ar mbeiṫ dó na árdsagart
an bliadhainsin, a dubhairt sé riú; ní tuigtí
ní ar biṫ:
*Caib. 18. 14
50. *Agus ní smuáintiġṫí gur
ab oireamhnaċ go bhfuiġeaḋ aonduine amháin
bás ar son an phobail, agus gan an
cineaḋ uile do sgrios.
51. Gidheaḋ ní uaidh féin a dubhairt sé
so: aċ ar mbeiṫ dó na árdsagart an
bliadhainsin, do ṫáirngir sé go bhfuiġeaḋ
Iosa bás ar son an ċinidh:
52. Agus ní ar son an ċinidhsin
amháin, aċ do ċum go gcruinneóċaḋ sé
a cceann a ċéile clann Dé do bhí ar na
leaṫnuġaḋ.
53. Uime sin ón lá sin amaċ do
bhádar ag comhairliuġaḋ ré ċéile eatorra
do ṁarbhaḋ.
54. Ar a naḋbharsin níor siobhail
Iosa ó sin suás go follus a measg na
Niudaiġeaḋ, aċ do ċuáidh sé as sin don
tír do bhí a bfogus don ḟásaċ go caṫraiġ
ré a ráidṫear Ephrem: agus do
ċomhnuiġ sé ann sin a bfoċair a deisciobal.
55. Agus do bhí Cáisg na Niudaiġeaḋ
a bfogus dóibh, agus do imṫiġeadar
mórán as a tírsin suás go Hiarusalém
roiṁ Cháisg dá nglanaḋ féin.
56. Uime sin diárradar Iosa, agus
do labhradar eatorra féin, na seasaṁ
ann sa tempoll: créd ċítear dóibhse
tré naċ dtig sé ċum an féusda?
57. Agus tugadar na hárdsagairt
agus na fairisiniġ aiṫne, gidh bé ar biṫ
do geabhaḋ a fios gá háit a raibh sé, a
innsin, do ċum go mbéuradís air.

---

## Caib. 12.

AR a naḋbharsin ṫáinig Iosa
sé lá roiṁ Cháisg go Beṫánia,
mar a raibh Lásarus
marbh, noċ do ḋúisig seisean
ó marbhaibh.
2. Uime sin do rinneadar suipér dó
ann sin, agus do bhí Marta ag frioṫólaṁ:
aċ do bhí Lásarus na aon don
muinntir do shuidh na farradh air an
mbórd.
3. Ann sin do ġlac Muire punta
oinnemeint nárd fírinniġ rouásail, agus
do ung sí cosa Iosa, agus do ṫiormuiġ
sí a cosa lé na gruáig: agus
do bhí an teaċ ar na lionaḋ do bhalaḋ na
hoinnemeinte.
4. Ar

5. Ar a naḋbharſin a dubhairt ſon dá
ḋeiſcioblaiḃſin, Iúdas Iſcáriot [mac]
Simóin, noċ do ḃí ar ti eiſion do ḃraṫ;
5. Créd fá nar díoladh a nionnmheintſe
ſe ar ṫrí ċéud pigin, agus a dtabhairt
do na boċtaiḃ?
*Caib. 13. 29. 6. * Gidheadh a dubhairt ſeiſion ſo, ní
hé go raiḃ ſuim aige ann ſna boċtaiḃ,
aċt ar ſon gur ġadaiḋe é, agus gur
ab aige do ḃí an ſparán, agus gur ab
é diomċradh an ní do ċuirtí ann.
7. Uime ſin a dubhairt Ioſa, léig dí:
fá coimhéad laeṫe maḋluiġċe do ṫaiſgiḋ ſí
ſo.
8. Oir atáid na boiċt bur bfarradh
do ġnáṫ, aċt ní ḃia miſi do ġnáṫ agaiḃ.
9. Agus do ḃí a ḟios ag cuid móir
do na Iúdaiḃiḃ go raiḃ ſé ann ſin: a-
gus tangadar, ní ar ſon Chríoſd
amháin, aċt do ċum go bfaicfidís Láſa-
rus fós noċ do ḋúiſig ſeiſion ó mar-
ḃaiḃ.
10. Uime ſin do ríneadar na hárd-
ſagairt do ċomhairle, Láſarus fós do
marḃadh:
11. Do ḃríġ gur imtiġeadar mórán
do na Iúdaiḃiḃ ar a ſon ſan, agus gur
ċreideadar a NIoſa.
*Mat.21.8 12. * Aċt ar na ṁáraċ mórán dá
dtáinig ċum an ḟéuſda, an tan do ċu-
aladar go raiḃ teaċt Ioſa go Hiaru-
ſalém,
13. Do ġlacadar géuga pailme,
agus do ċuadar a maċ do ṫeagṁáil ris,
agus do éiġmeadar, Hoſanna, as beann-
aiġṫe an té ṫig a nainm an tiġearna,
Rí Iſraél.
14. Agus ar bfaġáil aſail Dioſa,
do ſuiḋ ſé air, mar atá ſgríobṫa,
*Zach.9.9. 15. * Ná bíoḋ eagla ort a inġean
Shióin: féuċ, atá do Rí ag teaċt, na
ſuiḋe ar ſearraċ aſail.
16. Aċt níor ṫuigeadar a ḋeiſcio-
bail na neiṫe ſo ar tús, gideadh an tan
do glóruġaḋ Ioſa, ann ſin do ċuimni-
ġeadar go rabadar na neiṫeſi ſgrí-
obṫa air, agus go ndearnadar na neiṫe
ſo dó.
17. Uime ſin do ríne an pobal do
ḃí na ḟarradh, fiaḋnuiſi dó, do ḃríġ
gur ġoir ſé Láſarus as an uáiġ, a-
gus gur ḋúiſig ſé é ó marḃaiḃ.
18. As tríd ſin ṫáinig an pobal
do ṫeagṁáil ris, do ḃríġ go ccualadar
go ndearna ſé an mórṁíorḃuilſi.
19. Ar a naḋbharſin a dubradar
na Pairiſínigh eatorra féin; an bfaicṫí
naċ fáirde díḃ ſon ní dá ndéuntaoi?
féuċ, dimṫiġ an ſaoġal na ḋiaiġ.
20. Agus do ḃí dream áiriġe do na
Gréugaċaiḃ a measg na muintire do ċu-
aiḋ ſuás do ḋénamh ſeirbhíſi do Dhia
ſan bféuſda:
21. Agus tangadar dionnſuiġhe
Philib, noċ do ḃí ó Bhetſaida na Ga-
lilé: agus diárradar air, ag ráḋ; a
ṁaiġiſdir, as mian linn Ioſa dfaicſin.
22. Táinig Philib agus diniſ ſé
Dhaindrias: agus a ris diniſ Ain-
drias agus Philib Dioſa é.
23. Agus do ḟreagair Ioſa iád, ag
ráḋ; ṫáinig an uáir ionnus go bfuiġeaḋ
mac an duine glóir.
24. Go deiṁin, deiṁin, a deirim
riḃ, muna bfaġa an gráinne cruiṫneaċta
a ṫuiteas ann ſa talam, bás; fanaiḋ ſé
na aonar: aċt má ġeiḃ ſé bás, do ḃeir
ſé toradh mór uáḋ.
25. Giḋ bé * gráḋuiġeas a anam fé- *Mat. 10.
in, cáilfiḋ ſé é: agus giḋ bé fuaṫuiġ- 39.
eas a anam féin ar an ſaoġalſo, coi-
méudfaiḋ ſé é ċum na beaṫa marṫa-
nuiġe.
26. Giḋ bé ní ſeirbhís daṁſa, leanadh
ſé mé: agus mar a mbiá miſi, biáiḋ
mo ſeirbhíſeaċ ann mar an gcéudna:
agus giḋ bé déanas ſeirbhís dam, béura
maṫair onóir dó.
27. Atá ṁanam buáiḋearṫa a nois:
agus créd a déura mé? a aṫair, ſaor
mé ó nuáirſi: aċt as ċuige ſo ṫáinig
mé ċum na huáireſi.
28. A aṫair, tabhair glóir dod ainm
féin. Uime ſin ṫáinig guṫ ó neaṁ,
tugas glóir agus do ḃéur glóir [dó]
a ris,
29. Uime ſin an drong do ḃí na ſe-
ſaṁ a laṫair, agus do ċualaiḋ ſo, a
dubradar gur toirneaċ do ḃí ann. A
dubhairt cuid eile, gur aingeal do laḃair
ris.
30. Do

30. Do ḟreagair Iósa, agus a dubhairt
sé; ní ar mo sonsa táinig an guthsa,
acht ar bhur sonsa.
31. A nois atá breitheamhnus an
tsaoghailsi a láthair: a nois teilgfidhear
amach uachtarán an tsaoghailsi.
33. Agus misi, má tógthar suas
ón talamh mé, tarraingeóchaidh mé a nduile
dhuine chugam féin.
33. (Agus a dubhairt sé so, dá chur a
gcéill, créud í an ghné báis do ghe-
abhadh sé.)
*Psal. 110. 4. 34. Do ḟreagair an pobal é; * do
chualamairne ón dligheadh, go bhfanann Crí-
osd go siorraidhe: agus cionnus a
deir tusa, gur ab éigean mac an duine
do thógbháil a náirde? cia hé an mac so
an duine?
35. Uime sin a dubhairt Iósa riú;
atá an solus bhur measg fós ar feadh
tamaill bhig: siubhlaidh an fead biás an
solus agaibh, deagla go mbéuradh an
dorchadus oraibh. Oir gidh bé siubhlus ann
sa dorchadus, ní feas dó gá hait a nga-
bhann sé.
36. An fead atá an solus agaibh,
creididh ann sa tsolus, do chum go madh
clann don tsolus sibh. Do labhair Iósa
na neithesi, agus ar nimtheacht dó do fo-
luigh sé é féin uatha.
37. Agus gé do rinne sé a noiread
so do mhiorbhailibh na bhfiadhnaisi, níor
chreideadar ann:
38. Do chum go gcoimhlíonfaidhe bri-
athar an fháidh Esaias, noch a dubhairt;
*Esai. 53. 1. Romh. 10. 16. * a Thighearna, cia chreid ar nglórne, a-
gus cia dár nochtadh lámh an Tighearna?
39. Ar an adhbhar sin nár fhéadadar crei-
deamh, do bhrígh mar a dubhairt Esaias
a ris;
*Math. 13. 14. 40. Do * dhall sé a rosga, agus do
chruadhaigh sé a gcroidhe, deagla go
bhfaicfidís lé na súilibh, agus go dtuig-
fidís lé na gcroidhthibh, agus go bhfill-
fidís, agus go slaineóchainn iád.
41. Do labhair Esaias na neithe so,
an tan do chonnairc sé a ghlóirsean, a-
gus do labhair sé na thimcheall.
42. Ar fós do chreideadar mórán
do na huachtaránaibh féin ann: acht ar
son na bhfairiseach níor adhmhaigheadar
é, deagla go gcuirfidhe amach as an
tsinagóig iád.
43. * Oir dob ansa leó glóir na * Caib. 5. 44.
ndaoine, ná glóir Dé.
44. Agus do labhair Iósa do ghuth
árd, agus a dubhairt sé; gidh bé chrei-
deas ionnamsa, ní hionnamsa chreideas sé,
acht ann sa té do chuir uádh mé.
45. Agus gidh bé chí misi, do chí sé
an té do chuir uádh mé.
46. * Táinig mé mar sholus chum an * Caib. 3. 19.
tsaoghail, ionnus gidh bé chreideas ionnam,
nach dtarnadh sé comhnuidhe a ndorchadas.
47. * Agus gidh bé neach éisdeas mo * Caib. 3. 17.
bhriathra, agus nach ccreidfe iád: ní
dhíorfa misi é. Oir ní tháinig mé do
dhamnughadh an domhain, acht do shlánughadh
an domhain.
48. Gidh bé diultus mé, agus nach
ngabhann chuige mo bhriathra, atá aige
neach dhíorus é: * an briathar do labhair * Mar. 16. 16.
mé, as í dhíorfus é sa ló deigheanach.
49. Oir níor labhair misi uaim féin,
acht an tathair ó dtáinig mé, tug sé ait-
ne dhamh créd as cóir dhamh a rádh, agus
créd as cóir dhamh a labhairt.
50. Agus atá a deimhin agam gur
betha marthanach a aitheantsion. Ar
a nadhbharsin na neithe a deirimsi, is
amhlaidh a deirim iád, mar a dubhairt an
tathair rium.

## CAIB. 13.

AGus * roimh shollamain na * Math. 26. 2.
Cásg, ar na aithne do Iósa
go dtáinig a uáir ann a ra-
chadh sé as an tsaoghalsa chum
a athar; ar ngrádhughadh a mhuintire
féin do bhí ar a tsaoghal, do ghrádhaigh
sé go deireadh iád.
2. Agus a ndiaigh suipéir (an tan
do chuir an diabhal a gcroidhe Iúdáis
Iscariót mhic Simóin eisean do bhrath.)
3. Ar na aithne do Iósa go dtug an
tathair na huile neithe fá na lámhaibh, a-
gus gur ab ó Dhia táinig sé, agus
gur chum Dé do bhí sé ag dul:

4. Éiriġ sé ó ſuipéir, agus do ċuir sé a ḃrat de: agus ar ngabáil línéadaiġ ċuige do ċeangail sé roimhe féin é.

5. Na ḋiaiġ sin do ċuir sé uisge a mbáisin, agus do ṫionnsgain sé cosa a ḋeisciobal d'ionnlaḋ, agus do ṫiormuġaḋ leis an línéadaċ do bi fá na uċt.

6. Ann sin táinig sé ċum Símóin Peadair: agus a dubhairt Peadar ris; a ṫiġearna, an bfuil tusa ag ionnlaḋ mo ċosa sa?

7. Do ḟreagair Iósa, agus a dubhairt sé ris; ni bfuil a ḟios agadsa nois, créd do nímsi, aċt biaiḋ a ḟios agad na ḋiaiġ so.

8. A deir Peadar ris; ni niġfe tú mo ċosasa go bráṫ. Do ḟreagair Iósa é; muna niġfe mé tú, ni bia cumann agad rium.

9. A dubhairt Síomón Peadar ris; a ṫiġearna, ni hiaḋ mo ċosa amáin, aċt mo láma agus mo ċeann mar an gcéadna.

10. A dubhairt Iósa ris; giḋ bé atá niġṫe, ni bfuil d'feidhm air aċt a ċosa niġe, aċt atá sé glan uile: agus atá sibhse glan, giḋeaḋ ni bfuilti uile glan.

11. Oir do bi a ḟios aige cia bhraiṫfeaḋ é: uime sin a dubhairt sé, ni bfuilti uile glan.

12. Ar a naḋbharsin tar éis a gcos d'ionnlaḋ dó, agus a ḃrat do ġabáil uime, ar suiḋe síos dó a ris, a dubhairt sé riú; an dtuigṫi créd do rinne mé ribh?

13. Goirṫisi maiġisdir agus tiġearna díomsa: agus as maiṫ a deirṫi sin: óir as mar sin atáim.

14. Ar a naḋbharsin má d'ionnail misi, atá am ṫiġearna agus am maiġisdir, bhur gcosasa, as cóir dáoibhsi mar an gcéadna cosa a ċéile d'ionnlaḋ.

15. Oir tug mé eisiompláir dáoibh, do ċum go ndéanaḋ sibhsi, mar do rinne misi dáoibhsi.

*Math. 10. 24. Caib. 15. 20.
16. * Go deimhin, deimhin, a deirim ribh, ni mó an tóglaċ na a maiġisdir, agus ni mó an teaċtaire na an té do ċuir uaḋ é.

17. Má ṫuigṫi na neiṫesi, bia sibh beannaiġṫe, má níthí iaḋ.

18. Ni labhraim oraibh uile: atá a ḟios agum cia an dream do ṫog mé: aċt do ċum go gcoimhlíonfuiḋe an sgriobtuir, * an té atá ag iṫe aráin am ḟoċair, do ṫóg sé a sál am aġaiḋ. *Psal. 41. 9.

19. A nois a deirim so ribh, sul ṫiocfus sé ċum críċe, ionnas an tan do ḋéuntar é, go gcreidfe sibh, gur mé atá ann.

20. * Go deimhin, deimhin, a deirim ribh, giḋ bé ġabus ċuige an té ċuirim se uáim, gabhuiḋ sé misi ċuige: agus giḋ bé ġabus misi ċuige, gabhuiḋ sé an té ċuir uáḋ mé ċuige. *Math. 10. 40.

21. * Ar na ráḋ so Díosa do bi sé buaiḋearṫa na spioraid, agus do rinne sé finné, agus a dubhairt sé; go deimhin, deimhin, a deirim ribh, go mbraiṫfi aon dáoib misi. *Math. 26. 21.

22. Uime sin dféuċadar na deisciobail ar a ċéile, ag déunaṁ amarais cia air a labhair sé.

23. Agus do bi aon dá ḋeisciobluiḃ na luiḋe a nuċt Iósa, noċ dob ionṁuin leis.

24. Ar a naḋbharsin do sméiḋ Síomón Peadar ar an bfearsin, do ċum go bfiafroċaḋ sé, cia air a labhair sé.

25. Ann sin ar gcl(aonaḋ) dósan a nuċt Iósa, a dubhairt sé ris; a ṫiġearna cia hé?

26. Do ḟreagair Iósa; as é an té dá dtiobra misi greim aráin déis a ṫumṫa: agus ar na ṫuma tug sé an greim do Iúdás Iscariót mac Símóin.

27. Agus tar éis an ġreama ainsin do ċuaiḋ an táiḋbhersóir a steaċ ann san. Ar a naḋbharsin a dubhairt Iósa ris, giḋ bé ni atá tú do ḋéanaṁ, déuna go tapaiḋ é.

28. Aċt níor ṫuig éinneaċ dá raibh a dtimċeall an ḃúird, créd fá ndubhairt sé [so] ris.

29. Oir do ṡaoileadar cuid diob, do bríġ gur ab ag Iúdás do bi an sparán, gur ab é ni a dubhairt Iósa ris, ceannuiġ dúinn giḋ bé biás a riaċtanus oruinn ċum na sollamna: nó ni éigin do ṫabhairt do na boċtaiḃ.

30. Agus

30. Agus an tan do ġlac seision
an greim, dimṫiġ sé amaċ ar ball.
Agus do bi an oiḋċe ann.
31. Uime sin ar ndul amaċ dó, a
dubairt Iósa; a nois atá mac an duine
ar na glóruġaḋ, agus atá Dia ar
na ġlóruġaḋ ann.
32. Másá atá Dia ar na ġlóruġaḋ
ann san, do béra Dia glóir dó san ann
féin mar an gcéudna, agus do béura
sé gloir dó ar an mball.
33. A ċlann beag, atáim fós seal
beag bur bfarrad: iárrfuiḋe mé, giḋeaḋ
*Caib.7.34 * mar a dubairt mé ris na Iúduiḋiḃ, giḋ
bé áit a dtéiġimsi, ni féudfaiḋsi teaċt
ann: is mar sin a deirim ribsi a nois.
*Caib.15. 34. * Do beirim aiṫne núa ḋíb, grá-
17. Levit. duiġe a ċéile: mar do ġráḋuiġ misi
19.18. & sibsi, gráḋuiġiḋ féin a ċeile amlaiḋ
1 Eóin.4. sin.
21.
35. Air so aiṫeónaid na huile
ḋaoine gur deisciobail ḋamsa sibh,
má bionn grád agaibh féin dá ċeile.
36. A dubairt Siomón Peadar ris;
a ṫiġearna, gá háit a dtéid tú? do
ḟreagair Iósa é: mar a dtéiġimsi, ni
féudann tusa a nois mo leanmuin: giḋeaḋ
leanfaiḋ tú mé na ḋiaiġ so.
*Math.26. 37. A dubairt Peadar ris; * a ṫi-
33. ġearna, créud fá naċ bféadaim do lean-
muin a nois? cuirfiḋ mé manam ar do
ṡon.
38. Do ḟreagair Iósa é, an gcuirfe
tú ṫanam ar mo ṡonsa? go deimin,
deimin, a deirim riot, ni ġoirfe an
coileaċ, sul ṡéunfas tú mé trí huáire.

---

## CAIB. 14.

NA buáiḋeartar bhur gcroi-
ḋesi: creidiḋ a Ndia, a-
gus creidiḋ ionnamsa.
2. As iomḋa tiaġais a
dtiġ maṫarsa: agus muna mbeiṫ,
dinneósainn ḋaoibh é.
3. Atáim ag dul dullmuġaḋ áite
ḋaoibh: agus ma imṫiġim dullmuġaḋ
áite ḋaoibh, tiocfaiḋ mé a rís, agus
géubhaiḋ mé sibhsi ċugam féin: ionnus
mar a bfuilimsi go mbia sibhse fós
ann.
4. Agus atá a fios agaibhsi gá háit
a dtéiġimsi, agus atá eólus na sli-
ġeaḋ agaibh.
5. A dubairt Tomás ris; a ṫiġear-
na, ni feas dúinne gá háit a dtéid tú:
agus cionnas as éidir linn eólus na sli-
ġeaḋ do beiṫ againn?
6. A dubairt Iósa ris; as misi an
tsliġe, agus a nfírinne, agus an beaṫa.
Ni ṫig éanduine ċum a naṫar, aċ tri-
omsa.
7. Dá mad aiṫniḋ ḋaoiḃ misi, dob
aiṫne ḋiḃ m'aṫair mar an gcéadna: agus
as aiṫniḋ ḋaoiḃ a nois é, agus do ċonn-
cabhar é.
8. A dubairt Philib ris; a ṫiġear-
na, taisbéin an taṫair dúinn, agus is lór
linn é.
9. A dubairt Iósa ris; an bfuilim
a nfad-sa ḋaoibsi bur bfoċair, agus
naċ aiṫniḋ duit mé, a Philib? giḋ bé
ċonnairc misi, do ċonnairc sé an taṫair, a-
gus cionnas a deir tusa, taisbéin dúinn
an taṫair.
10. An né naċ ccreideann tú go
bfuilimsi ann sa naṫair, agus an taṫair
ionnamsa? na briaṫra labhrum ribse,
ni úaim féin labhraim iád: aċ an taṫair
atá na ċomnuiḋe ionnam, as é do ni na
hoibreaċa.
11. Creidiḋ mé go bfuilimsi ann sa
naṫair, agus an taṫair ionnumsa: ni as
luġa de, creidiḋ ḋam ar son na noib-
reaċa féin.
12. Go deimin, deimin, a deirim rib,
giḋ bé ċreideas ionnamsa, do déna sé
na hoibreaċa nimsi, agus do déuna sé
oibreaċa as mó ná iád. Oir atáimsi ag
dul dionnsuiġe maṫar:
13. * Agus giḋ bé ni iárrfuiḋe *Math.7.7
am ainmsi, do déuna misi sin: do ċum
go ndéanfaid an taṫair a ġlóruġaḋ ann
sa mac.
14. Másá iárrṫaoi ni ar bit a mainm-
si, do déuna misi é.
15. Más ionmhuin lib misi, coiméu-
daiḋ maiṫeanta.
16. Agus guiḋfiḋ misi an taṫair,

agus do ḋéunaḋ sé comḟurtḟóir
eile ḋóiḃ ionnus go bfanfaḋ sé bur
bfoċair go bráṫ:
17. Spiorad na fírinne, noċ naċ
bféudann an saoġal do ġabáil, ar a
naḋbar naċ bfaicionn sé é, agus naċ
aiṫniġionn sé é: aċt aiṫeantaoisi é, óir
fanuiḋ sé agaiḃ, agus biaiḋ sé ionnaiḃ.
18. Ní fáguiḃ mé bur ndíleaċtaiḃ
siḃ: tiucfa mé ċugaiḃ.
19. Tamall beag fós, agus ní faic-
fe an saoġal feasda mé, aċt do ċífiḋisi
mé: do ḃríġ go bfuilimsi béo, beiṫiḋsi
béo mar an gcéadna.
20. Ann sa lá sin aiṫeóntaoi go
bfuilimsi sa naṫair, agus siḃsi ionnam-
sa, agus misi ionnaiḃsi.
21. Giḋ bé agá bfuil mo aiṫeanta-
sa, agus coiṁéudas iad, as é sin gráḋ-
uiġeas misi: agus giḋ bé ġráḋuiġeas
misi, gráiḋeóċaiḋ maṫair eisean: agus
gráiḋeóċuiḋ misi é, agus foillseoċaḋ
mé féin ḋó.
22. A duḃairt Iudás ris, ní hé Isca-
riot; a tiġearna, créd é an taḋbar
fá ḋtaisbéantá tú féin ḋúinne, agus ní
don tsaoġal?
23. Do freagair Iósa, agus a duḃ-
airt sé ris; giḋ bé ġráḋuiġeas misi,
coiṁéudfuiḋ sé mo ḃriaṫar, agus gráiḋ-
eóċuiḋ maṫair é, agus tiocfamaoid
ċuige, agus do ḋéunam comnuiḋe aige.
24. Giḋ bé naċ gráḋuiġionn misi, ní
ċoiṁéudann sé mo ḃriaṫra: agus an
ḃriaṫar do ċualabair, ní liomsa í, aċt
leis a naṫair do ċuir uaḋ mé.
25. A duḃairt mé na neiṫesi riḃ, a
mbeiṫ am ċomnuiḋe agaiḃ.
26. Aċt an comfurtaiġṫeoir an
spiorad naomh, noċ ċuirfeas an taṫair
uaḋ a mainmsi, múinfiḋ sé na huile
neiṫe ḋiḃ, agus cuirfiḋ sé a ccuimne
ḋiḃ, gaċ uile ní dá nduḃairt misi riḃ.
27. Fágbuim síoḋċáin agaiḃ, do
beirim mo ṡíoḋċáin féin ḋóiḃ; ní mar
do beir an saoġal, do beirimsi ḋóiḃ.
Ná buaiḋeartar bur ccroiḋe, agus ná
bíoḋ eagla ort.
28. Do ċualabair go nduḃairt mé riḃ;
imṫiġim agus tigim ċugaiḃ. Dá ngrá-
ḋuiġeaḋ siḃ misi, go fírinneaċ do biaḋ
luaṫġáir orraiḃ, do ḃríġ go nduḃairt
mé, atáim ag dul ċum a naṫar; óir
as mó maṫair ná misi.
29. Agus a nois ḋinnis mé [so]
ḋóiḃ, sul tiocfas sé ċum críċe, ionnus
go gcreidfeaḋ siḃ, an tan tiocfas sé
ċum críċe.
30. O so amaċ ní laiḃeora mé mó-
rán riḃ: óir atá uaċtarán an tsao-
ġailsi ag teaċt, agus ní bfuil ní ar biṫ
aige ionnamsa.
31. Aċt ionnus go naiṫeónaḋ an
saoġal gur ab ionmuin liom an taṫair:
agus amhail mar ṫug an taṫair aiṫne
ḋam, is mar sin do nim: éiriġiḋ, déu-
nam as so.

## CAIB. 15.

AS misi an fíneamhuin fírinneaċ,
agus as criaḋoire maṫair.
2. *Gaċ uile ġéug ion- *Math.15.
amsa naċ ḋtabair toraḋ, 13.
gearruiḋ sé í: agus gaċ uile [ġéug]
do beir toraḋ glanuiḋ sé í, do ċum go
maḋ móide do ḃéuraḋ sí toraḋ uaite. *Caib.13.
3. * A nois atá siḃ glan tríd an 10.
mbréiṫir do labair mé riḃ.
4. Fanuiḋ ionamsa, agus misi ion-
naiḃsi. Amhail as naċ bféudann an
ġéug toraḋ do ṫabairt uaite féin,
muna bfana sí sa bfíneamhuin: is mar
sin ní féudfa siḃse fós, muna bfantaoi
ionamsa.
5. As misi an fíneamhuin, siḃsi na
géuga: giḋ bé fanus ionamsa, agus
misi annsan, do beir sé toraḋ mór:
óir gan misi ní héidir liḃ ćinni ḋéunam.
6. Giḋ bé naċ bfanfa ionamsa, te-
ilgfiṫear amaċ é, mar ġéig, agus
crionfuiḋ sé: ainsin ċruinniġiḋ, agus
cuirid sa teiniḋ iad, agus loisgṫear
iad.
7. Má fanann siḃ ionamsa, agus
má fanuiḋ mo ḃriaṫrasa ionnaiḃse, iar-
ruiḋ gaċ ní bus áill liḃ, agus do ḋé-
untar ḋóiḃ é.
8. As so do ġeiḃ maṫairsi glóir,
siḃsi

sibhsi do ṫabairt móráin toraiḋ: a-
gus beiṫ bhur ndeisciobluiḋ agamsa.
9. Mar do ġráḋuiġ an tAṫair misi,
as mar sin do ġráḋuiġ misi sibhsi;
fanuiḋ am ġráḋsa.
10. Má ċoiméudtaoi maiṫeanta, fan-
fuiḋe am ġráḋ: mar do ċoiméud misi
aiṫeanta maṫar, agus fanuim ann a
ġráḋ.
11. A dubhairt mé na neiṫe so ribh,
ionnus go bfanfaḋ mo ġáirdeachus ion-
uibh, agus go mbiaḋ bhur ngairdeachus
lán.
*Caib. 13. 34. 1 Tessal. 4. 9. 1 Eóin. 3. 11. 12. * As í so maiṫneasi, sibhsi do
ġráḋuġaḋ a ċéile, mar do ġráḋaiġ
misi sibhsi.
13. Ni bfuil gráḋ as mó ná so ag
éinneach, ná a anam féin do ṫabhairt ar
son a ċarad.
14. Is sibhsi mo ċáirdesi ma niti
gach ni dá naiṫnighim dibh.
15. Uaḋ so suas ni ġoirfe mé
searbhfoġantuiḋe dibh, oir ni bfuil a
fios ag an tsearbhfoġantuiḋ créud do
ni a tiġearna: as do ġoir mé cáirde
dibh, óir na huile neiṫe do ċualuiḋ mé
ó maṫair, do léig mé a bhfios ċugaibh-
si.
16. Ni sibhsi do ṫoġ misi, as misi
do ṫoġ sibhsi, agus do ċuir mé sibh
ionnus go nimṫeóċaḋ sibh agus go
dtiubhraḋ sibh toraḋ, agus go bhfan-
*Mat. 18. 19. faḋ bhur dtoraḋ: ar ċor * giḋ bé ni
iárrfuiḋe a mainmsi ar a naṫair, go
dtiobhraḋ sé dibhé.
17. Aiṫnighim na neiṫesi dibh, do
ċum gráḋa do beiṫ aguibh féin dá ċéile.
18. Má fúaṫuiġeann an saoġal sibh,
bioḋ a fios aguibh gur fúaṫaiġ sé misi
romhuibh.
19. Da mbáḋ don tsaoġal sibh, do
ġráḋeóċaḋ an saoġal a ċuid féin: gi-
ḋeaḋ ar son nach don tsaoġal sibh, as
gur ṫoġ misi sibh as a tsaoġal, ar
a naḋbharsin atá fúaṫ ag an tsaoġal
dóibh.
20. Cuimhniġiḋ ar an mbreiṫir a
*Math. 10. 24. Caib. 13. 16. dubhairt mé ribh, * ni mó an searbhfo-
ġantaiḋ ná a maiġisdir; má ġéarlena-
dar misi, ġéarleanfuiḋ sibhsi mar an
gcéudna: má ċoiméudadar mo bhria-
ṫarsa, coiméudfuiḋ bhur mbriaṫarsa
mar an gcédna.
21. As do ḋéunuiḋ siád na neiṫesi
uile ribh, ar son manmasa: do bhriġ
nach bhfuil fios an ti ó a dtáinig mé
aca.
22. Muna beiṫ go dtáinig mé, a-
gus gur labhuir mé riú, ni biaḋ peacaḋ
orra: as a nois ni bhfuil leisgéul a
bpeacuiḋ aca.
23. Giḋ bé agá bfuil fuáṫ dámsa,
fuáṫuiġiḋ sé maṫair mar an gcédna.
24. Muna ndéarnuinn oibreaċa na measg,
nach dearna neach ar biṫ eile, ni bhiaḋ
peacaḋ orra: as a nois do ċonncadar,
agus fós do fuáṫuiġeadar misi, agus
maṫair.
25. As [do rineaḋ so] ionnus go
gcoimlíonfuiḋe an ráḋ atá sgriobṫa
ann a ndliġeaḋ féin: do fuáṫaiġeadar mé * Psal 35. 19.
gan aḋbhar.
26. * As an tan ṫiocfas an Com- * Lúc. 24. 49. Caib. 14. 26.
furtuiġṫeóir noch ċuirfeas misi ċugaibh
ón aṫair, spioraḋ na firinne, tig ón
aṫair, do ḋéuna sé fiaḋnuisi am tim-
ċeallsa.
27. Agus do ḋéuntaoisi fiaḋnuisi
leis, oir atátaoi am focuir ó ṫús.

## CAIB. 16.

A Dubhairt mé na neiṫesi ribh,
deagla go bfuiġeaḋ sibh oil-
béim.
2. Cuirfid siád as na
sinagógaiḃ sib: agus fós
tig a nuair, giḋ bé marḃfeas sib, go
mbeaṫnóċa sé go ndéanann sé seirbhis do
Dhia.
3. Agus do ḋéunuiḋ siád na neiṫe
so ribh, ar son nach aiṫne dóib an ta-
ṫair ná misi.
4. As do labhuir mé na neiṫe so
ribh, ionnus an tan ṫiocfas an uáir go
gcuimhneóċaḋ sib na neiṫesi, gur innis
mé dib iád. Giḋeaḋ nior innis mé dib ó
ṫús iád, do bhriġ go raib mé féin a-
guibh.

5. Agus

5. Agus a nois atáim ag imtheacht
cum an té do chuir uadh mé, agus ni fi-
afruigheann éunduine agaibhse dhiom, cá
háit a dtéid tú?
6. Acht do bhrigh go ndubhart mé na
neithesi ribh, do lion dóbrón bhur gcroidh-
the.
7. Gidheadh a deirim a bhfirinne ribh, is
é bhur leas misi imtheacht. Oir muna nim-
thighe mé, ni tiocfa an comhfurtaighthe-
óir chugaibh: acht má imthighim, cuirfidh
mé chugaibh é.
8. Agus an tan thiocfas sé, aithe-
ónaidh sé an doman a dtaobh peacaidh, a-
gus ceirte, agus breitheamhnuis.
9. A dtaobh peacaidh, ar son nach ccrei-
did siád ionnamsa:
10. Agus a dtaobh ceirte, do bhrigh
go bhfuilim ag dul dionnsuighe mathar,
agus ni faicfidhesi mé ó so suás:
11. Agus a dtaobh breitheamhnuis, ar
son go bhfuil uachtarán an tsaoghailsi
ar na damnughadh.
12. Atá mórán agam fós re rádh
ribh, acht ni fheudtaoi a niomchar a nois.
13. Acht an tan tiocfus seisean, spio-
rad na firinne, treóróchaidh sé sibh cum
gach uile firinne; oir ni uadh féin laibhe-
óras sé, acht laibheóraidh sé na huile
neithe chluinfeas sé: agus foillseóchaidh
sé dhibh na neithe atá cum teachta.
14. Do bhéura seisean glóir damhsa,
oir dom chuid ghlacfus sé, agus fo-
illseochas sé dhibhsi.
15. Ar leamhsa na huile neithe atá
ag a nathair: ar a nadhbharsin a dubhart
mé gur dom chuid ghlacfus sé, agus
foillseóchas sé dhibhsi.
6. Tamall beag agus ni faicfe sibh
mé: agus a rís, tamall beag, agus do
chife sibh mé: oir atáim ag dul cum a na-
thar.
17. Uime sin a dubhradar cuid dá
dheisciobluibh re chéile, créd é so a deir
sé ruinn, tamall beag agus ni faicfidhe
mé, agus a rís tamall beag agus do
chifidhe mé: agus oir atáim ag dul cum
a nathar?
18. Ar a nadhbharsin a dubhradar,
créd as ciall don ni so a deir sé, ta-
mall beag? ni thuigmid créd a deir sé.
19. Acht do bhi a fios ag Iósa gur
mhián leo a fhiafruighe de, agus a dubhairt
sé riu; an bhfuiltí dá fhiafruighe so eadr-
uibh féin, mar a dubhart mé, tamall
beag, agus ni faicfidhe mé: agus a rís,
tamall beag agus do chifi mé?
20. Go deimhin, deimhin, a deirim ribh, *M
go ngulfidhe agus go gcaóinfidhe, agus 31.
go nólna an saoghal gáirdeachus: acht
beithisi dóbrónach; gidheadh fillfidhear bhur
ndóbrón a ngáirdeachus.
21. Ag breith leinbh do mhnaoi, bhi si
a bpéin, oir tháinig a huair: acht tar
éis leinbh do bhreith dhi, ni chuimhnigheann si
a doilgheas ni as foide, lé gháirdeachus go
rugadh duine cum an tsaoghail.
22. Agus sibhsi mar an gcéadna,
atáthaoi a nois go dóbrónach: gidheadh
do chife mé a rís sibh, agus do dhéunaidh
bhur gcroidhe gáirdeachus, agus ni bhéu-
ra éunduine bhur ngáirdeachus uaibh.
23. Agus an sa ló sin ni fiafróch-
thaoi einni dhiomsa. Go deimhin, deimhin,
a deirim ribh, * gidh bé ar bith neithe *Math.7.7
iárrfidhe ar a nathair a mainmsi, do bhé-
ura sé dhibh é.
24. Go nuige so níor iárrabhar ni
ar bith a mainmsi: iárruidh, agus do *Ma
gheubhthaoi, ionnus go mbiádh bhur ngáirde- 18,
achus lán.
25. Do labhair mé na neithesi ribh a
mbriathraibh dorcha: tiocfaidh a naimsir,
an nach laibheóra mé ribh a mbriathraibh
dorcha, acht laibheóraidh mé ribh go follus
a dtimcheall a nathar,
26. An sa ló sin iárrfuidhe a
mainmsi, agus ni abraim ribh, go nguidh-
fe mé an tathair ar bhur son.
27. Oir atá grádh ag a nathair féin
dhaoibh, ar son gur ghráidhugheabhair misi,
agus gur chreideabhair gur ab ó Dhia
táinig mé.
28. Tháinig mé amach ó nathair, agus
táinig mé ar a tsaoghal: fágbhaim an
saoghal a rís, agus téighim cum a na-
thar.
29. A dubhradar a dheisciobail
ris; féuch, a nois labhrus tú go soill-
éir, agus ni labhrann tú cosamhlacht ar
bith.
30. A

30. A nois aitnighmíd go bhfuil fios na nuile neithean agad, agus nach riġeann tú a leas duine ar bith do ċur ceasda ort: as so ċreidmid, gur ab ó Dhia ṫáinig tú.

31. Do ḟreagair Iosa iad; an gcreidti a nois?

*Math.26. 31. 32. Féuch, * tiocfaidh a naimsir, agus ṫáinig si ċeana, an a sgairfidhear gach aon dibh ó a ċéile, gach uile duine dá ionad féin, agus fágfaidhe misi am aonar: gidheadh ní bhfuilim am aonar, oir atá an taṫair am ḟochair.

33. Do labhair mé na neiṫesi ribh, do ċum go mbeiṫ siothcháin agaibh ionnamsa. Do ġeubhthaoi trioblóid sa tsaoghal: acht bíoḋ dóchus maiṫ agaibh; do ḃuadhaigh misi ar a tsaoghal.

## CAIB. 17.



Do labhair Iosa na neiṫesi, agus ag tógbháil a ṡúl ċum neimhe dhó, a dubhairt sé; a aṫair, ṫáinig a nuair, tabhair glóir dod ṁac féin, ionnus go dtiubhradh do ṁac glóir duitse mar an gcéadna.

*Math.28. 18. 2. * Amhail as do ṫug tú cumhachta dhósan ós gach uile ḟeoil, do ċum go dtiobhradh sé an beaṫa ṁarṫanach, do gach uile ḋuine dá dtug tú dhó.

3. Agus as í so an beaṫa ṁarṫanach, go naitheonchaid siad ṫusa an taonDia fírinneach, agus Iosa Criosd do ċuir tú uait.

4. Ṫug misi glóir duitsi ar a talamh: do ċríoċnaigh mé an obair ṫug tú dham ré a ḋénamh:

5. Agus tabhairsi a aṫair, a nois glóir damhsa, ad ḟochair féin, maille ris an ngloir do ḃí agam ad ḟochair sul do cruṫuigheadh an saoghal.

6. Do foillsigh mé ṫainm do na daoinibh ṫug tú dham as a tsaoghal: ba leasa iad, agus ṫug tú damhsa iad, agus do ċoimhéadadar do ḃriaṫar.

7. A nois daiṫnigheadar gur ab uaidhsi atáid na huile neiṫe, dá dtug tú damhsa.

8. Oir ṫug misi dhóibh na briaṫra ṫug tusa dham: agus do ġabhadar ċuca iad, * agus daiṫnigheadar go deimhin gur ab uaitsi ṫáinig misi, agus do ċreideadar gur ṫusa do ċuir uait mé. *Caib.16. 27.

9. Ar a son atáimsi ag guidhe: ní ar son an tsaoghail do nim guidhe, acht ar son na muintire ṫug tusa dham, oir is leasa iad.

10. Agus as leasa na huile neiṫe is leamsa, agus as leamsa na neiṫe as leasa: agus atáim ar mo ġlórughadh ionntasan.

11. Agus ní bhfuilim feasda sa tsaoghal, gidheadh atáid so sa tsaoghal, agas atáimsi ag teacht ċugadsa. A aṫair naomhtha, coimhéid an hainm féin an ṁuintir ṫug tú damhsa, ionnus go mbeidis na naon, mar atámaoidne.

12. An fad do ḃí misi na bhfarradh sa tsaoghal, do ċoiméd mé iad ad ainmsi: do ċoiméd mé an ṁuintir ṫug tusa dham, agus ní deachaidh aonduine aca a mugha, acht mac na mallacht: * ionnus go gcoimlíonfaidhe an sgriobhtuir. *Psal.109. 8.

13. As atáim a nois ag teacht ċugadsa, agus labhraim na neiṫesi ar a tsaoghal, ionnus go mbiadh mo ġairdeachas iomlán ionntasan.

14. Ṫug misi do ḃriaṫarsa dhóibh agus do ḟuaṫaigh an saoghal iad, ar son nach don tsaoghal iad, mar nach bhfuilimsi don tsaoghal.

15. Ní iarraim go mbéurfá iad as a tsaoghal, acht go gcoimhédfá iad ó olc.

16. Ní don tsaoghal iad, mar nach don tsaoghal misi.

17. Naomhaigh iad léd ḟírinne: as í do ḃriaṫarsa an ḟírinne.

18. Amhail as do ċuir tusa misi ċum a tsaoghail, is mar sin do ċuir misi iadsan ċum a tsaoghail.

19. Agus is ar a sonsan naomhaimsi mé féin, ionnus go mbéidis sean mar an gcéadna ar na naomhadh sa bhfírinne.

20. Ní ar a sonsan amháin do nim guidhe, acht mar an gcéudna ar son na ndaoine ċreidfios ionnam, tré na mbreiṫirsean:

21. Ionnus go mbéidis uile na naon, mar

mar atá tusa a athair ionamsa, agus misi ionadsa: ionus go mbeidision mar an gcéadna na naon ionainne: ionus go gcreidfeadh an saoghal, gur tusa do chuir uáit mé.

22. Agus tug misi dóibhsean an ghlóir thug tusa damsa: ionus go mbeidis na naon, mar atámaoidne ar náon.

23. Misi ionntasan, agus tusa ionamsa, ionus go mbeidis go hiomlán na náon, agus ionus go mbiádh a fhios ag an tsaoghal gur tusa do chuir uait mé, agus gur ghrádhuigh tú iadsan, mar do ghrádhuigh tú misi.

*Caib. 12. 26. 24. * A athair, is áill leam an dream úd thug tú dam, do beith am fochair mar a bhfuilim: ionus go bfaicfidis mo ghlóir, noch thug tusa dam, oir do ghrádhuigh tú mé suil do cruthuigheadh an doman.

25. A athair chomthruim, níor aithin an saoghal thusa, acht daithin misi tú, agus daithnigheadar so gur tusa do chuir uáit mé.

26. Agus dfoillsigh mé th'ainmsi dóibh, agus foillseochaidh mé é, ionus an grádh lear ghrádhuigh tú misi, go mbiadh sé ionntasan, agus misi ionnta.

---

## CAIB. 18.



N tan a dubhairt Iosa na neitheisi, * do chuáidh sé féin maille ré na dheisciobluibh tar sruth Cédron, mar a raibh garrdha, an a ndeachaidh féisin, agus a dheisciobail. *Math. 26. 36.

2. Agus do bhí fios na háite sin ag Iúdas fós, noch do bhrath eisean; oir do thigdis Iosa agus a dheisciobail a nGinfheas go minic sa náitsin.

*Math. 26. 47. 3. Uime sin a nuáir do ghlac Iúdas buidhean, agus oifigidh ó na hárdsagairtibh, agus ó na Phairisineachaibh, thainig sé don ionadh sin lé lainnéiribh agus lé toirsibh, agus lé harmaibh.

4. Ann sin ar na aithne Dhíosa na huile neithe do theigeumhadh dó féin, do chuáidh sé amach agus a dubhairt sé riú; cia atá sibh iárraidh?

5. Do freagradar é; Iosa Nasardha. A dubhairt Iosa riú, as misi é. Agus do bhí Iúdas, noch do bhrath é, na seasamh na bfochair.

6. Ann sin mar is táosga a dubhairt sé riú, is misi é; do chuádar ar a gcúl, agus do thuiteadar ar talamh.

7. Uime sin dfiáfruigh sé dhíobh a ris; cia atá sibh iárraidh? Agus a dubhradarsan, Iosa Nasardha.

8. Do freagair Iosa, dinnis mé dháoibh gur misi é. Ar a nadhbharsin más misi iárrthaoi, léigidh dóibh so imtheacht.

9. Ionus go gcoimhlíonfaidhe an bhriathar a dubhairt seisean; * níor léig mé éanduine a mugha dá dtug tú dam. *Caib. 17. 12.

10. Ann sin Siomón Peadar, agá raibh cloidheamh, do tarraing sé amach é, agus do bhuail sé óglach an árdsagairt, agus do gheárr sé a chluás dheas de. Agus as é do bainm don óglach Malcus.

11. Uime sin a dubhairt Iosa ré Peadar, cuir do chloidheamh ann a thruáill: an né nach ioba misi an cupán tug mathair dam?

12. Ann sin rug an bhuidhean, agus an caiptin, agus oifigidh na Niúdaigheadh ar Iosa, agus do cheangladar é.

13. Agus rugadar a lathair Annas ar tús é: (oir do bé athair mná Chaipháis é, noch dob árdsagart an bliadhain sin:)

14. Agus do bé * Caiphas an té thug comhairle do na Iúdaidhibh, gur tarbhach éanduine amáin dfagháil báis ar son an pobail. *Caib. 11. 50.

15. Agus do * lean Siomón Peadar, agus deisciobal eile Iosa. Agus dob aithnidh don árdsagart an deisciobal sin: ar a nadhbharsin do chuáidh sé a steach lé hIosa go cuirt an árdsagairt. *Math. 26. 58.

16. Acht do sheas Peadar ag an dorus leith a muigh. Ar a nadhbharsin do chuáidh an deisciobal eile sin, noch dob aithnidh don árdsagart, agus do labhair sé ris an mbandoirrseóir, agus tug sé Peadar a steach.

17. Ann

17. An sin a dubhairt an bhanndoirrseóir ré Peadar; nach do dheisciobluibh an fhir si thusa leis? a dubhairt seisión, ní headh.

18. Agus do bhádar na searbhfhoghantaidhe agus na hoifigidh na seasamh ag an dteinidh, óir do bhí an aimsir fuar, agus do bhádar dá ngoradh féin. Agus do sheas Peadar mar an gcéudna dá ghoradh na measg.

19. An sin do cheisd an tárdsagart ceisd ar Iósa a dtaoibh a dheisciobal agus a theagaisg.

20. Do fhreagair Iósa é; do labhair misi ós áird ris a tsaoghal: do theagaisg mé do ghnáth annsa tsinagóig, agus annsa teampoll, mar a gcruinnighid na Iúdaighe uile a gceann a chéile, agus níor labhair mé éinni a bhfolach:

21. Créud fá bhfiafruigheann tú díomsa? fiafruigh don mhuintir do chualaidh créd a dubhairt mé riu: féuch, atá a fhios aca so créd a dubhairt mé.

22. Agus an tan a dubhairt sé na neitesi, do bhuail óglach do na mhóruibh do bhí na sheasamh a láthair, bas ar Iósa, ag rádh; an mar sin fhreagrus tú an tárdsagart?

23. Do fhreagair Iósa é; más olc a dubhairt mé, déana fiadhnuise a dtaoibh an uilc: acht más maith, créd fá mbuaileann tú mé?

*Math. 26. 57. 24. * Ar a naobharsin do chuir Annas ceangailte chum Caiphais a nárdsagairt é.

25. Agus do bhí Siomón Peadar na sheasamh agus dá ghoradh féin: uime sin a dubhradarsan ris, * nach dá dheisciobluibh súd thusa leis? do shéun seisean agus a dubhairt sé; ní headh. *Math. 26. 69.

26. A dubhairt fear do mhuintir a nárdsagairt, bráthair don té dár ghearr Peadar a chluas; nach bhfacaidh mé féin tú annsa ghárrdha na fhochair?

27. An sin do shéun Peadar a ris; agus ar an mball do ghoir an coileach.

*Math. 27. 1. 28. * Na dhiaigh sin beirid siad Iósa leó ó Chaiphas go tigh na Cúirte, agus do bhí an mhaidin ann: agus ní dheachadar féin don chúirt a sdoch, ionnus nach dtruaillfidhe iad, acht go mosadaois [uan na] Cásg.

29. Ar a naobharsin do chuaidh Pioláid a mach chucasan, agus a dubhairt sé; créd í an chúis chúirte ar a nduinesi?

30. Do fhreagradarsan, agus a dubhradar ris; muna mbiadh sé na fhear oilc, ní thiobhramaoisne chugadsa é.

31. An sin a dubhairt Pioláid riu; beiridh féin libh é, agus beiridh breath na aghaidh do réir bhur ndlighe féin. Uime sin a dubhradar na Iúdaighe ris; ní dleisdeanach dúinne aonduine mharbhadh:

32. Ionnus go gcoimhlíontaoi an bhriathar a dubhairt Iósa, ag taisbéunadh créd í an ghné báis do gheabhadh sé. *Math. 20. 19.

33. * Ar a naobharsin do imthigh Pioláid a ris don chúirt, agus do ghoir sé Iósa, agus a dubhairt sé ris; an tusa Rí na Niúdaidheadh? *Math. 27. 11.

34. Do fhreagair Iósa é; an uait féin a deir tú sin, nó nar innisiodar dhaoine eile duit é am thimcheallsa?

35. Do fhreagair Pioláid; an don chineadh Iúdaidhe misi? do chineadh féin agus na hárdsagairt tug chugamsa tú. Créd do rinne tú?

36. Do fhreagair Iósa, ní don tsaoghalsa mo rioghachtsa: dá madh don tsaoghalsa mo rioghacht, gan chunntabhairt do dhéanadaois mo mhuintir cathughadh ionnus nach dtiobhartaoi do na Iúdaighibh mé: acht a nois ní as so mo rioghachtsa.

37. Ar a naobharsin a dubhairt Pioláid ris; má seadh an Rí tú? do fhreagair Iósa; a deir tusa gur Rí mé. Is chuige so rugadh mé, agus is chuige táinig mé ar a tsaoghal, ionnus go ndéanainn fiadhnuise don fhírinne: gach uile dhuine atá ar thaobh na fírinne, éisdidh sé mo ghuthsa.

38. A dubhairt Pioláid ris; cidh is fírinne ann? agus agá rádh so, do chuaidh sé amach a ris chum na Niúdaidheadh, agus a dubhairt sé riu; ní fhaghaimsi cúis ar bith ann.

39. * Acht atá gnáth agaibhsi, go *Math. 27. 15.

sgaoilfinn duine éigin dáoib fá Cháisg:
ar a naoḃarsin an áill lib go sgáoi-
linn ċugaib Rí na Niúdaiḋeaḋ?
40. Ann sin do ṫógbadarsan uile
gáir a ris, ag ráḋ; ní hé so, aċt Ba-
rabbás: agus do baḋ bioṫamnaċ an
Barabbás so.

---

# Caib. 19.

*Math. 27. 26.* AR a naoḃarsin * do ġlac
Pioláid Íosa ann sin, agus
do ġab sé do sgiursaiḋib
é.
2. Agus ar bfiġe co-
róine spíne do na saiġdiuiriḃ, do ċuir-
eadar ar a ċeann í, agus do ċuireadar
brat purpair uime.
3. Agus a dubradar, go mbeannuiġe
Dia ḋuit a Rí na Niúdaiḋeaḋ. Agus
do ġabadar do basaib é.
4. Ann sin do ċuaiḋ Pioláid amaċ
a ris, agus a dubairt sé riu; féuċ,
atáim dá ṫabairt so amaċ ċugaib, ionnus
go mbiaḋ a fios agaib, naċ bfaġaim
cúis ar biṫ é.
5. Uime sin táinig Íosa amaċ, agus
coróin spíne air, agus an brat purpair
uime. Agus a dubairt [Pioláid] riu,
féuċ an duine.
6. Ar a naoḃarsin an tan do ċon-
cadar na hárdsagairt agus a muinntir
é, do ṫógbadar gáir, ag ráḋ; croċ,
croċ é. A dubairt Pioláid riu, glacaiḋ
féin, agus croċaiḋ sé. Oir ní faġaim-
si cúis é.
7. Do freagradar na Iúdaiḋe é; a-
tá dliġeaḋ aguinne, agus do réir ar
ndliġiḋ as cóir dó bás dfaġáil, ar
son go ndearna sé mac Dé de féin.
8. Ar a naoḃarsin an tan do ċua-
laiḋ Pioláid an glórsa, bá móide a
eagla é.
9. Agus do ċuaiḋ sé don ċúirt a
ris, agus a dubairt sé re Híosa; gá
has duitsi? aċt ní tug Íosa freagra
é.
10. Uime sin a dubairt Pioláid ris,
an né naċ ttugann tú freagra oramsa?
naċ bfuil a fios agad go bfuil cumaċta
agamsa do ċroċaḋ, agus go bfuil
cumaċta agam do sgaóileaḋ?
11. Do freagair Íosa; ní biaḋ cum-
aċta ar biṫ agad oramsa, muna dtug-
ṫáoi duit ó neam é: ar a naoḃarsin as
móide peaċaḋ an té do ṫoirbir misi duit.
12. Uáḋ sin suas bá mian le Pio-
láid a sgaóileaḋ: aċt do ṫógbadar na
Hiúdaiḋe gáir, ag ráḋ; ma léigeann tú
an fearso as, ní cara do Shéasar tú.
Giḋ bé ní Rí de féin, labrann sé a nag-
aiḋ Shéasair.
13. Ar a naoḃarsin antan do ċú-
alaiḋ Pioláid na briaṫrasa, tug sé
Íosa amaċ, agus do ṡuiḋ sé sa ċa-
ṫaóir breiṫeamhnuis, sa náit dárab
ainm litostrótos, agus a neabrais
Gabbáta.
14. Agus do bé ullmuġaḋ na
Cásg é, agus a dtimċeall an seiseaḋ
huair: agus a dubairt seisean ris na
Iúdaiḋib; féuċaiḋ bur Rí.
15. Aċt do eiġmeadarsan; beir
uáinn, beir uáinn, croċ é. A dubairt Pio-
láid riu, an ccroċfa misi bur Rígse?
do freagradar na hárdsagairt; ní bfuil
Rí aguinn aċt Séasar.
16. Ar a naoḃarsin * tug sé dóib *Math. 27. 31.*
é ann sin ċum a ċroċda. Agus do ġla-
cadarsan Íosa, agus rugadar léo é.
17. Agus ag iomċar a ċroiċe dó,
do ċuaiḋ sé amaċ don áit dá ngoirṫear
áit na cloigne dárab ainm a neabrais
Golgota:
18. Áit ar ċroċadar é, agus dias
eile maille ris, duine ar gaċ táob de,
agus Íosa a lár.
19. Agus do sgríob Pioláid fós
tiodal, agus do ċuir sé ós cionn na
croiċe é; agus as é do bí sgríobṫa
ann. IOSA NASARDHA RI
NA NIUDAIDHEADH.
20. Uime sin do léuġadar mórán
do na Iúdaiḋib an tiodal so: do briġ
go raib a náit ann ar croċaḋ Íosa go
gar don ċaṫraiġ: agus do bí sé
sgríobṫa a neabrais, a ngréigis, a-
gus a laidin.
21. Ar a naoḃarsin a dubradar
árdsagairt

adubhradar na Iúdaighe ré Piolaid; ná sgríobh, Rí na nIúdaigheadh: acht go ndubhairt sé féin, as misi Rí na nIúdaigheadh.

22. Do fhreagair Piolaid, gidh bé ni sgríobh mé, do sgríobh mé é.

*Math.27.35. 23. * Na dhiaigh sin a nuair do chrochadar na saighdiúiri Iosa, do ghlacadar a éudaighe (agus do rinneadar ceithre cotaña, cuid do gach saighdiúir) agus a chóta. Agus do bhí an cóta gan fhuáigheul ann, ar na fighe síos ó fhad.

24. Ar a naobharsin a dubhradar ré chéile; ná gearram é, acht cuirem crannchar cia agá mbia sé. Ionnus go gcoimhlionfuidhe an sgriobhtuir, a dubhairt; * do roinneadar m'éudaighe eatorra,
*Psal.22.18. agus do theilgeadar crannchar ar mo chóta. Agus do rinneadar na saighdiúiri na neithesi.

25. Agus do bhí a mháthair na seasamh a naice chroiche Iosa, agus deirbhsiur a mháthar, Muire [bhen] Chleopas, agus Muire Mhagdalen.

26. Agus an tan do chonnairc Iosa a mháthair, agus an deisgiobal dob ionmhuin leis na sheasamh a láthair, a dubhairt sé ré na mháthair; a bhen, féuch do mhac.

27. Na dhiaigh sin a dubhairt sé ris an deisgiobal; féuch do mháthair. Agus ó uair sin suas, rug an deisgiobal chuige féin dá thigh í.

28. Tar a éisi sin ar na aithne d'Iosa go raibh gach uile ni ar na chríochnughadh, ionnus go gcoimhlionfuidhe an
*Psal.69.21. sgriobhtuir, a dubhairt sé; atá tart oram.

29. Agus do bhí soitheach ann lán do bhinéigre. Agus ar lionadh spuinc don bhinéigre dóibh, 7 ar na chur a dtimchioll hysoip, do sineadar chum a bheoil í.

30. Ann sin ar ngabháil an bhinéigre d'Iosa, a dubhairt sé; atá sé ar na chríochnughadh: agus ar gclaonadh a chinn, do thoirbhir sé a spiorad.

31. Ann sin na Iúdaighe, do bhrigh go raibh lá a nullmhuighthe ann, ionnus nach bhfanfaidis 'na gcuirp ann sa chroich sa tSábóid, (óir bá mór an lá sin na Sábóide) diarradar ar Piolaid a lurgne bhrisedh, agus a dtabhairt a nuas.

32. Uime sin tangadar na saighdiúiri: agus do bhriseadar lurgne an chéd duine, agus an dara duine, do crochadh a bhfochair Iosa.

33. Ach an tan tangadar chum Iosa, agus do chonncadar go raibh sé chena marbh, níor bhriseadar a lurgne:

34. Ach do toll aon do na saighdiúiribh a thaobh le gai, agus ar an mball táinig fuil agus uisge as.

35. Agus an té do chonnairc [sin,] do rinne sé fiadhnaisi, agus as firinneach a fhiadhnaisi: agus atá a fhios aige go nabair sé a bhfirinne ionnus go gcreidfeadh sibhsi.

36. Óir do rinneadh na neithesi, ionnus go gcoimhlionfuidhe an sgriobhtuir: * ni bhrisfidhear cnámh de. *Exod.12.46. Psal.34.20.

37. Agus a ris a deir sgriobhtuir eile, * do chifid siad an té do tolladar. *Zachar.12.10.

38. * Agus tar éis so, diarr Iosepah ó Arimatéa (noch do bhí na dheisgiobal ag Iosa, acht go folaightheach ar egla na nIúdaigheadh) ar Phiolaid, go mbéuradh sé corp Iosa leis: agus tug Piolaid an ced sin dó. Táinig seisean ann sin agus rug sé leis corp Iosa. *Math.27.57.

39. Agus mar an gcéudna táinig Nicodemus (noch táinic ar tús chum Iosa sa noidhche) agus tug sé leis a dtimchioll chéud punta do mhiorr agus aloes ar na gcumasg trí na chéile.

40. Ann sin do thógbhadarsan an corp Iosa, agus do chengladar a línéadach é maille ré spiosraidhibh deaghbhaladh, mar as gnáth leis na Iúdaidhibh adhlacadh do dhéunamh.

41. Agus do bhí garrdha ann sa náit ann ar crochadh é, 7 do bhí túama núa ann sa gharrdha ann nar cuireadh duine riamh.

42. Ar a naobharsin tré ullmhughadh [Cásg] na nIúdaigheadh, do bhrigh go raibh an túama sin a ngar dóibh, do chuireadar Iosa ann.

## CAIB. 20.

[* Math. 28. 1. Marc. 16. 1.] Agus * an ceud lá don tseachtmhuin tháinig Muire Mhagdalén ar maidin ann sa dorchadas chum an tuama, agus do chonnairc sí an leac ar na tógbháil ón tuama.

2. Uime sin do rioth sí, agus tháinig sí mar a raibh Siomón Peadar, ⁊ an deisciobal eile, noch dob ionmhuin le hÍosa, agus a dubhairt sí riu; rugadar an tighearna leó as an dtuama, agus ní bhfuil a fhios againn gá háit ar chuireadar é.

3. Ar a nadhbharsin do chuaidh Peadar agus an deisciobal eile sin amach, agus tangadar chum an tuama.

4. Agus do ritheadar araon a néinfheacht: acht bá luaithe do rioth an deisciobal eile ná Peadar, agus tháinig sé ar tús chum an tuama.

5. Agus ar gcromadh a steach dó, do chonnairc sé an líneudach na luighe: gidheadh ní dheachaidh sé a steach.

6. Ann sin tháinig Siomón Peadar na dhiaighsean, agus do chuaidh sé a steach sa tuama, agus do chonnairc sé an líneudach na luighe:

7. Agus an naipcín do bhí má cheann, ní a bhfochair an líneudaigh, acht a leith, ar na fhilleadh a cheile a naon áit amháin.

8. Ann sin do chuaidh an deisciobal eile a steach mar an gceudna, noch tháinig ar tús chum an tuama, agus do chonnairc sé [sin,] agus do chreid sé.

9. Oir ní raibh fios an sgriobtúra fós aca; gur béigin eision d'eirgheadh ó mharbhaibh.

10. Ar a nadhbharsin d'filleadar na deisciobail dá náras féin.

11. Acht do sheas Muire ag an tuama amuigh, a gul. Agus ag gul dí, do chrom sí a steach ann sa tuama.

12. Agus do chonnairc sí dá aingeal na suidhe a gculaidhibh gléghela, fear agá cheann, agus fear agá chosaibh, sa náit iona raibh corp Íosa curtha:

13. Agus a dubhradar ría; a bhean chreud fá a ngoileann tú? a dubhairt sise riu; do bhrígh go rugadar mo thighearna leó, agus nach fios dam cá háit ann ar chuireadar é.

14. Agus an tan a dubhairt sí so, d'fill sí ar a hais, agus do chonnairc sí Íosa na sheasamh, agus nior aithin sí gur bé Íosa é.

15. A dubhairt Íosa ría; a bhean, chreud fá a ngoileann tú? cia atá tú iarraidh? ar na shaoilsin dise gur ab é an gárrdhadóir do bhí ann, a dubhairt sí ris; a thighearna, má rug tusa leat é, innis damhsa gá háit ann ar chuir tú é, agus béurad misi leam é.

16. A dubhairt Íosa ría; a Mhuire. Ar niompódh dise a dubhairt sí ris, Rabbóni, (ionann sin re a rádh ⁊ a mhaighistir.)

17. A dubhairt Íosa ría; ná bean rium: óir ní dheachaidh mé fós suas chum mathar: acht imthigh romhad chum mo dhearbhraithreach, agus abair riu, go bhfuilim ag dul suas chum mathar féin, agus chum bhur nathairsa, chum mo Dhé féin, agus bhur nDiasa.

18. Tháinig Muire Mhagdalén dá innisin do na deisciobluibh, go bhfacaidh sí an tighearna, agus go ndubhairt sé na neithese ría.

19. Agus ar dteacht an tráth nóna [* Marc. 16.] an lá sin féin, an ceud lá don tseachtmhuin, [14.] agus ar mbeith do na dóirsibh dúnta mar a rabhadar na deisciobail cruinn d'eagla na Niudhaigheadh, tháinig Íosa, agus do sheas sé na lár, agus a dubhairt sé riu; síothcháin maille ribh.

20. Agus ar na rádh so dhó, do thaisbéin sé a láma agus a thaobh dóibh. Uime sin do bhí gáirdeachus ar na deisciobluibh an tan do chonncadar an tighearna.

21. Ar a nadhbharsin a dubhairt Íosa riu a ris; síothcháin maille ribh: mar do chuir an tathair misi uadh, chuirimsi sibhse uaim mar an gceudna.

22. Agus an tan a dubhairt sé so, do shéid sé orrtha, agus a dubhairt sé riu; gabhaidh an spiorad naomh.

23. * Gidh bé dá maithfidh sibh a [* Math. 18.] bpeacaidh, atáid siad maithfeadh aca: agus [18.]

Gidh

gidh bé peacaidh choimhéudthaoi, atáid siad congbhaite.

24. As ni raibh Tomás, re a ráitear Didimus, aon don dá fear déug na bfochair, a nuair táinig Iósa.

25. Ar a naidhbharsin a dubhradar na deisciobail eile ris, do chunncamar an tighearna. Agus a dubhairt seision riu; muna bfaicear misi lorg na dtairngeadh ann a lámhaibh, agus muna gcuirear mé mo mhéur a náit na dtairngeadh, agus muna ccuirear mé mo lámh ann a thaobh, ni chreidfe mé.

26. Agus a gcionn ocht lá na dhiaigh sin, do bhádar a dheisciobail a ris a stigh, agus Tomás na bfochair. Táinig Iósa ar mbeith do na dóirsibh dúnta, agus do sheas sé ann a lár, agus a dubhairt sé; síothcháin maille ribh.

27. Na dhiaigh sin a dubhairt sé re Tomás; cuir do mhéur ann so, agus féuch mo láma, agus tabhair do lámh leat agus cuir ann mo thaobh í, agus na bi michreidmheach, acht creidmheach.

28. Agus do fhreagair Tomás agus a dubhairt sé ris; mo tighearna, agus mo Dhia.

29. A dubhairt Iósa ris; ar son go bfacaidh tú mé a Thomáis do chreid tú: as beannaighthe na daoine nach bfacaidh, agus do chreid.

*Caib. 21. 25. 30. * Agus do rinne Iósa mórán do mhiorbhuilibh eile a bfiadhnuisi a dheisciobal féin, nach bfuil sgriobhtha sa leabhar so.

31. As atáid so sgriobhtha, ionnus go gcreidfeadh sibh, gur ab é Iósa Criosd mac Dé: agus ionnus ar gcreidheadh dhíbh, go bfuigheadh sibh beatha tré na ainmsion.

---

## CAIB. 21.

NA dhiaigh so do thaisbéin Iósa é féin a ris dá dheisciobluibh, ag fairrge Thiberias. Agus as mur so do thaisbén sé [é féin.]

2. Do bhi Siomón Peadar, agus Tomás da ngoirthear Didimus, agus Nathánael ó Chána na Galilé, agus clann Shebedéi, agus dias eile dá dheisciobluibh, a bfochair a chéile.

3. A dubhairt Siomón Peadar riu; atáim ag dul diasgaireacht. A dubhradarsan ris; racham-ne leat mar an gcéudna. Do imthigheadar rompa, agus do chuadar ar a mbáll a luing: 7 nior ghabhadar ni ar bith a noidhche sin.

4. Agus a nuair tháinig an maidin, do sheas Iósa ar an dtráigh: gidheadh nior aithnigheadar na deisciobail gurab é Iósa do bhi ann.

5. Ar a naidhbharsin a dubhairt Iósa riu; a clann, an bfuil biadh ar bith agaibh? do fhreagradarsan é; ni bfuil.

6. Agus a dubhairt seision riu; teilgidh bhur lion ar an dtaobh dheas don luing, agus do gheubhthaoi. Uime sin do theilgeadar amach [a lion] agus nior béidir léo ar ghléus ar bith a tharrung a steach le hiomad éisg.

7. Ar a naidhbharsin an deisciobal do bionmhuin le Iósa, a dubhairt sé re Peadar; as é an tighearna atá ann. Uime sin an tan do chualaidh Siomón Peadar gurab é an tighearna do bhi ann, do chuir sé éudach uime, (óir do bhi sé nochduighthe) agus do theilg sé é féin sa bfairrge.

8. Agus tangadar an chuid eile do na deisciobluibh a luing, (óir nior bfada ó thir do bhádar, acht timcheall dá chéud bánlamh) ag tarrung an lin éisg.

9. Agus mar tangadar a dtir, do chonncadar griosach, agus iasg ar na chur uirthe, agus arán.

10. A dubhairt Iósa riu; tabhraidh libh cuid don iasg do ghabhabhair a nois.

11. Do chuaidh Siomón Peadar suas, agus do tharrung sé an lion a dtir, lán diasgaibh mora, céud tri héisg déug agus dá fichiot: agus gé do bhi a noiread sin ann, nior briseadh an lion.

12. A dubhairt Iósa riu, tigidh, ithidh bhur ndinneur. Agus nior lamh aon do na deisciobluibh a fiafruighe dhe, cia thusa? do bhrigh gur aithnigheadar gurab é an tighearna é.

13. Uime sin ṫáiniġ Iósa, agus do ġlac sé arán, agus tug sé dóibhsion é, agus iasg mar an gcéudna.

14. Is é so a nois an treas uair do ṫaisbén Iósa é féin dá dheisciobluibh, tar éis a eiséirġe ó marbhuibh.

15. Ar sin ar niṫe a ndínéir dóibh, a dubhairt Iósa ré Siomon Peadar; a Shiomóin [mic] Ióna, a nansa leat misi, ná léo so? A dubhairt seision ris; sead a tiġearna, atá a fios agadsa gur ab ionmhuin liom ṫú. A dubhairt seision ris, beaṫuiġ muáin.

16. A dubhairt Iósa ris a ris an dara huair; a Shiomóin [mic] Ióna, a nionmhuin leat misi? a dubhairt seision ris; sead a tiġearna, atá a fios agadsa gur ab ionmhuin liom ṫú. A dubhairt Iósa ris; beaṫuiġ mo ċaoiriġ.

17. A dubhairt sé ris an treas uair; a Shiomóin [mic] Ióna, a nionmhuin leat misi? do ġab doilġeas Peadar, do bhríġ go ndubhairt sé ris an treas uair, a nionmhuin leat misi? agus a dubhairt sé ris; a tiġearna, atá fios na nuile neiṫe agadsa: atá a fios agad gur ab ionmhuin leam ṫú. A dubhairt Iósa ris, beaṫuiġ mo ċaoiriġ.

18. Go deimhin, deimhin, a deirim riot, an tan do bhí ṫú ní as óige, do ċuirtá féin do ċrios ort, agus do siubhaltá mar a dtogartá féin: as an tan bhias ṫú arrsadh, sínfe ṫú do láma amaċ, agus ċuirfe duine eile do ċrios ort, agus treoróċaidh sé ṫú, a náit naċ áill leat.

19. Agus a dubhairt sé so, dá foillsiuġadh créd i an ġné báis ré a dtiobhradh sé glóir do Dhia. Agus ar na rádh so dó, a dubhairt sé ris; lean misi.

20. Agus ar bhfilleadh do Pheadar tar ais, do ċunnairc sé an deisciobal do bhí ionmhuin lé Hiosa dá leanmhuin, an té do luiġ a nuċt Iósa ar a suipér, agus a dubhairt; a tiġearna cia bhraitfeas ṫú?

21. Ar na faicsin an tan do ċunnairc Peadar eision, a dubhairt sé ré Hiosa; a tiġearna, [créd do ġnas] an fear so?

22. A dubhairt Iósa ris; má si mo ṫoilse eision dfanmhuin go dtiuca mé, créud é sin dhuitse? leansa misi.

23. Uime sin do ċuaidh an rádh so amaċ a measg na ndearbhráiṫreaċ, naċ bhfuiġeadh an deisciobal sin bás: giodh ní dubhairt Iósa ris, ní bhfuiġe sé bás: acht má si mo ṫoilse eision dfanmhuin go ttiuca mé, créd é sin dhuitse?

24. Is é an deisciobal so, do ní fiadhnuise do na neiṫibhse, agus do sgríobh na neiṫese: agus atá a fios aguinn gur fíor a fiadhnuisi.

25. * Agus atáid mórán do neiṫibh eile noċ do rinne Iósa, agus dá mbeidís sgríobhṫa uile, ní measuim go ngéubhadh an domhan féin a sgríobhṫaoi do leabhruibh. Amén. * Caib. 20. 30.

Gníomhartha

# GNIOMHARTHA NA NEASBAL.

## CAIB. I.

DO rinne mé an céudleabhar, a
Theóphilus, a dtimchell gach
uile neithe do thionnsgain Ió-
sa do dhénamh, agus do te-
gasg,
2. Go soiche an lá iona rugadh suás
é, ar dtabhairt aitheantadh do na hesba-
luibh, noch do thogh sé, thrés an spiorad
naomh.
3. Agus dár thaisbén sé é féin
béo a ndiaigh a páisi, maille le mórán
do chomharthaibh firinnecha, ar feadh dá
fhichead lá dá fhoillsiughadh féin dóibh, a-
gus ag teagasg ar na neithibh do bhean ré
rioghachd Dé.
4. Agus ar mbeith a bhfochair a dhei-
sciobal, do aithin sé dhíobh gan dul as
Iarusalém, acht fanmhuin lé gealladh a na-
Lúc. 24. 49. thar, * noch [ar sé] do chualabhair uáimsi.
Math. 3. 11. 5. * Oir do baisd Eóin go deimhin
lé huisge, acht baisdfidhthear sibhse leis
an spiorad naomh tadhbh a soigh don be-
gán laithéorsa.
6. Ar a nadhbharsin ar gcruinniu-
ghadh a cceann a chéile dóibh, dfiafruighe-
dar de ag rádh; a thighearna, an ann
sa naimsirsi dhénas tú an rioghachd
arís do Ísrael?
7. Acht a dubhairt seisean riú; ni bhe-
nann ribhsi na haimsearacha naid na sé-
suir d'aithne, noch do chuir an tathair an
a chumhachtaibh féin.
8. Acht geubhthaoi subháilcighe chugaibh
ón spiorad naomh, thuirleóngas oruibh,
agus beithi bhar bhfiadhnuisibh damhsa a
nIarusalém, agus a ttír Iúdaighe uile,
agus a Samária, agus go soiche lei-
timel na talman.
Lúc. 24. 51. 9. * Agus an tan a dubhairt sé na
neithesi, do tógbhadh suás é, agus ia-
san dá fhéchain: agus rug neull as a
namharc é.
10. Agus an feadh do bhádar ag fé-
chuin go géar ar neamh, agus eisean ag im-
theacht; féuch, do sheasadar dias fear a
néadach gheal láimh riu:
11. Noch a dubhairt fós; a dhaoine ón
Ghaliléa, créd fá seasthaoi ag féchuin,
ar neamh? an Tíosa so atá ar na thog-
báil uaibh ar neamh, is amhluidh thiocfas sé,
mar do chonncabhair é ag imtheacht ar neamh.
12. Ann sin dfilleadar go hIarusa-
lém ón tsliabh ré a nabartar [sliabh]
na nolaoigheadh, noch atá láimh lé hIarusa-
lém astar sábóide.
13. Agus ar nimtheacht a steach, do
chuadar suas a seomra uachtarach, mar
ar fhan Peadar, agus Séumus, agus
Eóin, agus Andrias, Philip agus To-
más, Bartoloméus, agus Matha, Séu-
mus [mac] Alphéi, agus Siomón Se-
lótes, agus Iudás [dearbhrathair]
Shéumuis.
14. Do chomhnuigheadar so uile lé hén-
toil amháin a nurnuighe, agus a nguidhe
maille ris na mnáibh, agus lé Muire
mathair Iósa, agus lé na bráithreachaibh.
15. Agus ann sna láethibhsin ar
néirghe do Pheadar a lár na ndeisciobal a dubhairt se; (agus do bhi a nuimhir
anmann do bhi ar an láthairsin a dtimchell
chéad agus fiche.)
16. A dhaoine agus a bhráithreacha,
dob éigin an sgriopturso do choimhlío-
nadh, * noch do roimhráidh an spiorad naomh * Psal. 41.
thré bhéul Dháibhi, a dtimchell Iudáis, noch 9.
do bhi na eoluighe ag an muintir do ghabh
Iósa:
17. Oir do bhi sé ar na chomháireamh
ar measgne, agus fuair sé crann don mi-
nisdralachtso.
18. * Uime sin do sealbhaigh an fearso * Math. 27.
fearann

fearann ré luach sgeoíra: agus ar dtui-
tim dó a ndiaigh a chinn, do bhris sé an
a lár, agus do sgaoileadar a inne uile
amach.
19. Agus fuaradar aitreabhaigh Ia-
rusalem uile a fhios so, a gcruth go
ngoirthear don fhearannsin an a dteangth-
sion, Aceldama, eadhon fearann na fola.
20. Oir atá sgríobhtha a leabhar na
* Psal. 69. 25. salm; go raibh a áit chomhnuidhe na fa-
sach, agus ná háitreabhadh duine ar bith
* Psal. 109. 8. inte. * Agus glacadh neach eile a easba-
góideacht.
21. Ar a nadhbharsin is éigin aon
don muintirsi do bhí mar aon rinne ar
feadh na haimsire uile an a ndeachaidh an
tighearna Íosa a steach agus amach ea-
dhoruinn,
22. (Ag tosughadh ó bhaisdeadh Eóin
go soiche an lá ann a rugadh suas uainn
é,) go mbiadh sé ar bfiadhnaise na fiadh-
nuisi ar eiséirghe-sean.
23. Agus do órduigheadar dias, Ió-
seph dá ngoirthí Barsabas, dar com-
ainm Iustus, agus Matthias,
24. Agus ag dénamh urnuighe dóibh
a dubhradar; As tusa a thighearna, ait-
niogheas croidhthe na nuile dhaoine, foillsigh
cia don dias so do thogh tú,
25. Do ghlacadh ionaidh na minios-
dralachta so agus na habsdaltachta, ó
a ndeachaidh Iúdas ar seachrán, ionnus go
rachadh sé dá ionad féin.
26. Ann sin do theilgeadar a ccran-
char, agus do thuit an cranchar ar
Mhatthias, agus do toghadh é go
haontadhach a bfochair a naonmhar déag.

## Cab. 2.

Agus an tan tháinig lá na
Cingcise do bhádar uile
d'aontoil ar aonball.
2. Agus táinig torann
ó neamh go hobann, mar do thiocfadh sei-
deadh gaoithe ro aintréun, agus do líon
sé an tigh uile mar a rabhadarsan na
suidhe.
3. Agus do taisbénadh dóibh teang-
tha sgoilte mar theine, noch do suidh
ar gach aon dióbh.
4. Agus do bhádar uile ar na lío-
nadh don spiorad naomh, agus do thoisi-
gheadar labhairt lé teangthaibh eile, do réir
mar thug an spiorad labhairt dóibh.
5. Agus do bhádar na gcomhnuidhe a
Niarusalem Iúdaighe, daoine diadha do
gach uile chineul dá bfuil fá neamh.
6. Agus ar ndul don tásgso am-
ach, do chruinnigh an coimhthionól, agus
do bhádar buaidheartha, do brígh go gcu-
alaidh gach aon aca iadsan ag labhairt an
a dteangaidh féin.
7. Agus do ghabh uathbhás, agus
iongantas iád uile, ag rádh ré chéile;
féuch, a né nach Gaililéanaigh iadso uile
labhras?
8. Agus cionnas do chluin sinne gach
aon againn a theangaidh féin an a rugadh
sinn?
9. Parti, agus Medi, agus Ela-
miti, agus na daoine áitighes a Me-
sopotámia, agus a Niudéa, agus a
Gcappadócia, a bPontus, agus ann sa
Asia,
10. A bhPhrigia, agus a bPampi-
lia, ann sa Négipt, agus a rannaibh
Libia timchell Chirene, agus coigcri-
ochta na Róma, agus Iudaighe, agus
Proselití,
11. Ius Chreta agus Arabia, do
chluinmid iád ag labhairt ann ar dteangthaibh
féin oibreacha mórdhálacha Dé.
12. Agus do ghabh uathbhás agus
amharas iád uile, ag rádh, gach fear ré
a chéile; créd is ciall dó so?
13. Agus a dubhradar daoine eile
ag fonomhad; is lán dfíon milis atáid
siad so.
14. As ar sesamh do Phedar a
bfochair a naoi [easbal] déag, dárdaigh
sé a ghuth, agus do labhair sé riu; a
phobal Iúdaidhe, agus a lus áitighe Ia-
rusalem uile, bíodh a dheimhin so agaibh,
agus éisdigh rém bhriathraibh.
15. Oir ni bfuilid siad so ar
meisge mar mheasthaoi se; an tan nach
bhfuil sé acht an treas uair don
lá:

16. Acht a sé so an ni a dubhradh
tré san bfáidh Ioel,
* Isai.44.3. 17. * Agus tiocfaidh chum críche an
Ioel.2.28. sna laethib deigheanacha (a deir Dia,)
dóirtfidh mé dom spiorad féin ar gach
uile fheóil: agus do dheunaidh bur mic,
agus bur ningheana fáidhedóireacht, agus
do chífid bur nógánaigh taisbeunta, ⁊
bur seandaoine aislingthe.
18. Agus fós dóirtfidh mé dom
spiorad féin ar mo sheirbhfoghantaidhib
agus ar mo bhanóglachaibh an sna lae-
thibhsin, agus do dheunaid fáidhedóireacht.
19. Agus foillseóchaidh mé iongan-
tais ar neamh shuas, agus comhartaidhe
ar an dtalamh shíos, fuil, agus teine,
agus gal deataighe.
* Ioel.2.31. 20. * Iompóchar an ghrian a ndor-
chadas, agus an ghealach a bfuil, sul
tiocfas an lá mór oirdheirc sin an ti-
ghearna.
21. Agus tiocfaidh chum críche,
* Romh.10. * gidh bé ghoirfeas ainm an tighearna,
13. sláineóchthar é.
22. Eisdigh na briathrasa a chlann
Israel; Iosa Nazarrdha, duine dearbh-
tha ó Dhia eadruibhsi maille le cumhachtaibh
agus le míorbhailibh, agus le comhar-
taidhibh noch do rinne Dia thrídsean ea-
druibhse mar is aithne dibh féin.
23. An feargso, ar mbeith ar na
thoirbhirt tré chomhairle chinnte, agus tré
réimhfhios Dé, do ghabh sibhse, agus ar
na chrochadh le lámha drochdhaoine, do mhar-
bhabhair é:
24. Noch do thóg Dia suas iar
sgaoileadh doilghis an bháis, ar a nadhbhar
nar bhéidir don bhás a chungbháil.
25. Oir a deir Dáibhi na thimcheall-
* Psal.16. san, * do chonnarc mé an tighearna am fi-
8. adhnaisi do ghnáth: óir atá sé ar mo
láimh dheis, ionnus nach cconnóchthaoi mé:
26. Ar a son so do bhí mo chroidhe
go subhach, agus do rinne mo theanga
luathgháire: agus na cheann sin suaimh-
neóchaidh mfeoil a ndóchas:
27. Ar a nadhbhar nach bfuigfe tú
manam a nifearn, agus ni fhuileonga tú
do naomh féin truaillidheacht dfaicsin.
28. Dfoillsigh tú damhsa slighthe
na beatha, lionfaidh tú mé do gháirdeachus
leó ghnúis féin.
29. A fheara agus a bhráithreacha, is
eidir leamsa labhairt go dána ribh a dtim-
cheall an * Phatriarca Dáibhi, go bfuil * 1 Riogh.
sé tar éis báis, agus ar na adhlacadh, 2.10.
agus atá a thuama eadruinne gus an lá
a niu.
30. Ar a nadhbharsin ar mbeith na
fáidh dhó, * agus a fhios aige go dtug * Psal.132.
Dia móid dhó maille le mionnaibh, go 11.
dtóigfeadh sé Criosd suas do shiol a
leasraighsion do réir na feola, agus
go ccuirfeadh sé na shuidhe ar a chathaoir-
sean é:
31. Ar na réamhfhaicsin dó, do
labhair sé a dtimcheall eiséirghe Chriosd,
* nach bfuigfidhi a anam a nifearn, agus * Psal.16.
nach bfaicfeadh a cholann truailleadh. 10.
32. Do thóg Dia an tIosasa suas
agus atámaoidne uile ar bhfiadhnaisibh
air.
33. Ar a nadhbharsin ar na bheith
suas le láimh dheis Dé, ⁊ ar bfaghail an
spioraid naoimh do réir gheallamhna a na-
thar, do dhoirt sé amach an nisi do chí-
thisi a nois, agus do chluintí.
34. Oir ni dheachaidh Dáibhi suas ar
neamh: gidheadh a deir sé; a dubhairt an * Psal.110.
tighearna rém thighearnasa, suidh ar mo 1.
láimh dheis,
35. Nó go ccuire mé do námhaid na
stól fád chosaibh.
36. Uime sin bíodh a fhios go dearbh-
tha ag tigh Israel uile, go ndearnaidh
Dia tighearna agus Criosd do Iosa-
sa do chrochabhairsi.
37. Agus ar na chloinsin so dóibh,
do goineadh ann a gcroidhe iad, agus a
dubhradar ré Peadar agus ris an
gcuid eile do na hespalaibh; a fheara,
agus a bhráithreacha, créud do dheu-
nam?
38. Agus do fhreagair Peadar iad;
déanaidh aithrighe, agus baisdear gach aon-
duine agaibh a nainm Iosa Criosd, chum
maitheamhnais na bpeacadh, agus geubhthaoi
chugaibh tiodhlacadh a spioraid naoimh.
39. Oir is dhaoibhsi do rinneadh an
gealladh, agus dá bhar gcloinn, agus dá

gach nduine a ccian, eadhon gach aon ghoir-
feas an Tighearna Dia.
40. Agus do ghuidh sé, agus do
theaguisg sé [iad] ré mórán eile do
bhriathruibh, ag rádh; coimhéaduidh sibh féin
ón droichgheinealachsa.
41. Ann sin na daoine do ghabh chuca
a bhriathra go toileamhail, do baisdeadh
iad. Agus do cuireadh leó an láसin a
dtimcheall trí míle anam.
42. Agus do chomhnuigheadar a dteag-
asg na nesbal, agus ann a ccumann
a mbriseadh arán, agus a nurnuighthibh.
43. Agus do ghabh eagla gach uile
anam: agus do rinneadh mórán do mhior-
bhuilibh agus do chomharthaibh leis na hes-
baluibh.
44. Agus na huile daoine do chreid
do bhádar a bhfochair a chéile, agus do bhá-
dar na huile neithe coitcheann aca:
45. Agus do reacadar a bhfearachas
agus a maoin, agus do roinneadar iad
ar gach aon fá leith do réir a riachta-
nuis.
46. Agus ag fanmhuin gach laoi
daontoil ann sa teampoll, agus ag briseadh
aráin ó thigh go tigh, do chaithdís biadh
maille lé gáirdeachas, agus lé simpli-
dheacht chroidhe:
47. Ag moladh Dé, agus ag fagh-
áil deaghthola ón phobal uile: agus do chuir
an tighearna leis a neaglais gach laoi, an
dream do shláineóchthaoi.

---

## CAIB. 3.

AGus do chuaidh Peadar agus
Eóin a néinfheacht suas don
teampoll, a nam urnuighe,
a dtimcheall a naomhadh huair.
2. Agus do hiomchradh duine áirighe
do bhí na mhairtíneach ó bhruinn a mhathar:
noch do chuirdís gach laoi ag dorus an
teampuill, ré a ráidhtear breágha, diarruidh
déirce ar a ndruing do theigheadh a steach
don teampoll.
3. An tan do chonnairc an feartsa
Peadar agus Eóin ar tí dul a steach
don teampoll, diarr sé déirc.
4. Agus ar bhféuchain go géur do
Pheadar maille lé hEóin, a dubhairt
sé; féuch orruinne.
5. Agus tug seisean aire dóibh, a
ndóchus neithe éigin dfághail uatha.
6. Agus a dubhairt Peadar; ni bhfuil
airgead na ór agamsa: acht an ni atá
agam do bheirim duitse é: a nainm Ió-
sa Criosd Nasardha, éirigh, agus
siubhail.
7. Agus ar mbreith air a láimh deis
dó, do thóg sé suas é: Agus ar an
mball do neartuigheadh muidhornaigh agus
bonnaidhe a chos.
8. Agus do léim sé suas, do sheas,
agus do shiubhail sé; agus do chuaidh
sé riú a steach don teampoll, ag siubhal,
agus ag léimnidh, agus ag moladh Dé.
9. Agus do chonnairc an pobal uile é,
ag siubhal, agus ag moladh Dé.
10. Agus daithneadar é, gur ab é
do bhiodh ag iarruidh déirce na shuidhe ag
geata breágh an teampuill: agus do lí-
onadh iad dionganntas, agus duathbhás,
fá a ni sin tharla dó.
11. Agus ag cungmháil Pheadair a-
gus Eóin don mhairtíneach úd do shlánu-
ghadh, do rioth an pobal uile chuca ag
iongantus, don phóirse dá ngoirthear
[póirse] Sholaimh.
12. Agus ar na fhaicsin sin do
Pheadar do fhreagair sé don phobal; a
fheara Israel, créd fá bhfuil iongnadh
agaibh ann so? nó créd fá bhfuiltí ag
sinfhéchuin orruinne, amhuil as gur tré ar
gcumhachtaibh féin nó tré ar naomhthacht do
thugamar air an bhfearso siubhal.
13. Dia Abrahám, agus Isaac, a-
gus Iacob, Dia ar naithreachne, do ghló-
ruigh sé a mhac féin Iosa, noch do bhrai-
theabhairse, agus do sheunabhair a bhfiadhnuise
Phiolaid, an tan rug sé do breith a
sgaoileadh.
14. * Acht do sheunabhairse an neach *Math. 27.
naomhtha fíréanta, agus diarrabhair fear 20.
dunmharbhtha do thiodhlacadh dhíbh:
15. Acht do mharbhabhair ughdar na bea-
tha, noch do dhúisigh Dia ó mharbhaibh, agá
bhfuilmidne ar bhfiadhnuisibh.
16. Agus tré chreideamh anmasan,
do

do neartaiḃ a ainm an fearsa do ċiti
agus aitgentiói: agus an creideam atá
dá tríd-san, tug sé dó so an tslainte
iomlán-so ann bur laṫair uile.
17. Agus a nois, a ḋearḃraiṫre,
atá a fios agam gur tré aimḃfios do
rinneaḃar [na neiṫe so,] agus bur nuach-
taráin mar an gcéadna.
18. As is mar so do ċoimlion Dia
na neiṫe do réamfoillsiġ sé tré ḃéul
a fáiġeaḋ uile, go bfuileóngaḋ Criosd.
19. Ar a naḋḃar-sin ḋéunaiḋ aiṫ-
riġe, agus filliḋ, ionnus go sgrios-
faiḋe bur bpeacaiḋ, a nuair ṫiocfus aim-
sir a nfuaraiḋ ó ḟiaḋnuise an tiġear-
na,
20. Agus ċuirfeas sé uaiḋ Iosa
Criosd noċ do seanmóruġaḋ ḋiḃ roime.
21. Dár aḃeirġin do neaṁ a ġaḃáil,
go teaċt daimsearaċaiḃ aiseaġta na nuile
neiṫeann, noċ do laḃair Dia tré ḃéul a uile
fáiġeaḋ naoṁṫa ó ṫús an domain.
22. Oir a duḃairt Maoise ris na
haiṫreaċaiḃ; * Toiġéuḃaiḋ bur dtiġ-
earna Dia fáiḋ suas diḃ, dá bur ndearḃ-
raiṫreaċaiḃ féin, mar misi: éisdfiḋ siḃ
ris sna huile neiṫiḃ laiḃeórus sé riḃ.
23. Agus tiocfaiḋ ċum crice giḋ
bé naċ éisdfiḋ ris an bfáiḋ-sin, go
sgriosfaiġṫear é as an bpobal.
24. Agus dfoillsiġeadar na huile
fáiḋe mar an gcéudna, ó Shámuel, a-
gus ón druing do lean é ó ṡoin, an méiḋ
do laḃair ḋioḃ, na laeṫe so.
25. As siḃsi clann na bfáiġeaḋ, a-
gus an tiomna do rinne Dia ré ar naiṫ-
reaċaiḃ, ag ráḋ ré hÁbraham; * agus
ann do ṡiolra beannóċtar ciniḋaċa na
talman uile.
26. As ċugaiḃse ar tús do ċuir
Dia a ṁac féin Iosa, ar na ḋúsaċt [ó
ṁarḃaiḃ,] dá bur mbeannuġaḋ, ionnus go
bfilleaḋ gaċ aon aguiḃ ó bur nolcaiḃ.

* Deut. 18. 15. Caib. 7. 37.
* Gen. 12. 3.

## Caib. 4.

Nugus an fad do ḃádar ag
laḃairt ris an bpobal, tan-
gadar na sagairt, agus
uachtarán an teampoill, agus
na Saducim orra:
2. Ag doilġeas go raḃadar-san ag
teagasg an phobail, agus ag seanmó-
ruġaḋ a Niosa eiséirġe ó ṁarḃaiḃ.
3. Agus do ċuireadar láṁa iontá,
agus do ċuireadar a bpriosún iad, go
[dtáinic] ar na ṁáraċ, óir do ḃí sé
fá a namsin déiġeanaċ.
4. Giḋeaḋ mórán dá ccualaiḋ an
briaṫar do ċreideadar: agus do ḃí
uiḃir na ndaoine a dtimċeall cúig mile.
5. Agus tárla ar na ṁáraċ, gur
ċruinniġeadar a nuachtaráin, agus a sin-
sir, agus a sgriobuiḋe a bfoċair a ċéile
a Niarusalém:
6. Agus Annas an tárdsagart,
agus Caiaphas, agus Eóin, agus Ai-
lexander, agus gaċ a raiḃ do ċinéul
na nárdsagart.
7. Agus an tan do ċuireadar a lár
iad, dfiafruiġeadar; créud é an túg-
darrás, nó an tainm as a ndearna siḃ-
se a ni so.
8. An sin ar mbeiṫ do Phedar ar
na líonaḋ don spiorad naoṁ, a duḃairt
sé riu; a uachtaráin an phobail, agus
a ṡinsear Israel,
9. O atámaoidne a niuġ ar ar dtab-
airt ċum ceasda, a dtimċeall na maiṫeasa
do rinneaḋ don duine easlán cionnus do
slánuiġeaḋ é;
10. Bioḋ a fios aguiḃse uile, agus
ag pobal Israel uile, gur tré ainm
Iosa Criosd Nazárrda, noċ do ċro-
ċaḃairse, noċ do ḋúisiġ Dia ó ṁarḃaiḃ,
as trídsean seasas an fearsa slán ann
bur bfiaḋnuise-si.
11. * As í so an ċloċ úd do ḃí fá
neimċion aguiḃse, a ṡaora; dá ndear-
naḋ ceann an ċúinne.
12. Agus ní bfuil slánuġaḋ a neaċ
ar biṫ eile. Oir ní bfuil ainm ar biṫ
eile fá neamh ar na thabhairt do

* Psal. 118. 22. Math. 21. 42.


ḋaoiniḃ,

ḋaoinibh, lér ab éidir sinne ṡlánuġaḋ.

13. Agus an tan ṫugadar dá naire dánas Pheadair, agus Eóin, agus gur ṫuigeadar a mbeiṫ na ndaoinib gan foġluim, gan eólus, do ġab iongantus iad, agus daiṫnigeadar go rabadar a bfoċair Iósa.

14. Agus ar bfaicsin a nfir do bi ar na ṡlánuġaḋ, na ṡeasaṁ na bfoċair; ni raib ḟinni aca ré ráḋ na naġaiḋ.

15. Agus ar na fógra dóib dul amaċ as an gcomairle, diompaiḋeadar eatorra féin,

16. Ag ráḋ; créud do ḋéunam ris an muintirse? óir go deiṁin atá comarṫa foillsiġṫeaċ aca ar na ḋéanaṁ, agus is follus do gaċ aon áitiġeas a Niarusalém é, agus ni féidir linne a ṡéuna:

17. Acht deagla leaṫnuiġṫe dó ni as faide a measg an ṗobail, toirmiosgeam iad go bagraċ fá labairt feasda sa nainmse re duine ar biṫ.

18. Agus ar na ngairm dóib, daiṫneadar ḋiob, gan labairt ar ċor, agus gan teagusg do ḋéunaṁ a nainm Iósa.

19. Acht ar bfreagra do Pheadar agus Deóin, a dubradar riu; measuiġ féin an córa a bfiaḋnuise Dé, sibsi ḋeisdeacht ná Dia.

20. Óir ni héidir linne, gan na neiṫe do ċualamar, agus do ċunncamar do labairt.

21. Agus ar ndéanaṁ bagair dóibsean, do léigeadar úaṫa iad, mar naċ bfuaradar slíġe ar biṫ ċum pionuis do ṫabairt dóib, ar son an ṗobail: óir tugadar uile glóir do Dhia, ar son a neiṫe do riñeaḋ ann.

22. Óir do bi an té ar a ndearnaḋ an comarṫa sláinte-so, ós cionn dá fiċead bliaḋan dáois.

23. Agus ar na léigean amaċ, tangadar ċum a gcompánaċ, agus dfoillsiġeadar gaċ a ndubradar na hárdsagairt agus na sinnsir riu.

24. Agus ar na ċlos so dóibsean, do ṫógbadar súas a nguṫ dʼaontoil ċum Dé, agus [illegible]

agus talaṁ, an fáirge, agus gaċ a bfuil ionnta:

25. Noċ a dubairt sa spiorad naoṁ tré béul Dáibi do seirbfoġantuiġe féin; * créud fár lionadar na cineaḋ-aċa dfeirg, agus fár smuáineadar na puibleaċa neiṫe diomaoineaċa? * Psal. 2. 1

26. Do ṡeasadar ríġṫe na talṁan, agus do ċruinniġeadar na huachtaráin a bfoċair a ċéile, a naġaiḋ an tiġearna, agus a naġaiḋ a Chriosd.

27. Óir do ċruinniġeadar gan ċonntabairt a bfoċair a ċéile sa ċaṫraigse, Ioruaiḋ, agus Poinnsius Pioláid, maille ris na cineaḋaċaib, agus ré puibleaċaib Israél, a naġaiḋ do ṁic naoṁṫa Iósa, noċ do óng tú.

28. Do ḋéanaṁ gaċ neiṫe dár réumórdaiġ do láṁsa, agus do ċomairle a ḋéanaṁ.

29. Agus a nois a ṫiġearna, tabair aire dá a mbagur, agus tabair dod ṡeirbfoġantuiḋib féin, do briaṫar a labairt, maille ré gaċ uile ḋánas.

30. Ag sineaḋ do láiṁe amaċ ċum leiġis, agus comarṫaḋ, agus miorbuileaḋ do ḋéanaṁ, tré ainm do ṁic naoṁṫa féin Iósa.

31. Agus ar ndéunaṁ urnuiġe dóib, do ċrioṫnuiġe a náit a rabadar a bfoċair a ċéile: agus do lionaḋ iad uile don spiorad naoṁ, agus do labradar briaṫar Dé maille ré dánas.

32. Agus do bi aon ċroiḋe agus aon anam amáin ag an druing do ċreid: agus ni dubairt duineaċ aca go maḋ ris féin aon ni dá raib na ṡeilb, acht do bádar na huile neiṫe coiṁċoitċeann aca.

33. Agus tugadar na habstoil maille ré cumasaib móra fiaḋnuise eiséirġe an tiġearna Iósa úaṫa: agus do bádar grása móra orrṫa uile.

34. Óir ni raib duineaċ eatorra ar a raib riaċtanus; óir an méid do bi na sealbaiġeóiraib fearann, nó tiġṫe, ar na reic do beirdis a lúaċ leó;

36. Agus do ċuirdis ag cosaib na nabstal é: agus do roinnti é ar gaċ [illegible]

habſdail Barnabas (ſé ſin ar na ei-
dirmhíniughadh, mac na comfurtaċta) ar
mbeiṫ dó na Lebiṫe, [agus] do ṗréim
na Siopprus,
37. Ar mbeiṫ go raiḃ, fearann aige
do reac ſé é, agus tug ſé ris an tair-
geadh, agus do ċuir ſé ag coſaiḃ na
nabſdal é.

## caib. 5.



Agus do reac fear áiriġe dar
bainm Ananias, maille ré
na mnaoi Sappira, fearann do
bí ann a ſeilḃ:
2. Agus do ċoṁaimh
aige go folaiġteaċ cuid dá lúaċ go
bfios dá mnaoi, agus ar dtabhairt ċoda
éigin ris, do ċuir ſé ag coſaiḃ na
nabſdal é.
3. Ann ſin a dubhairt Peadar, a Ana-
nias, créd far líon Sátan do ċroiḋe
do ḋéunamh bréige leis a ſpiorad naoṁ,
agus do ċungbháil coda éigin do lúaċ
an ḟearainn go folaiġteaċ?
4. A né nár leaṫ féin é dá gcon-
gabhṫa é, agus an é naċ raiḃ ſé ad
ċumasaiḃ féin, iar na reic? créd far
ſmuain tú a ní ſo ad ċroiḋe? ní ré
dóinib do rinne tú bréag, aċt ré Dia.
5. Agus ar gcloinſin na mbria-
ṫarsa Dananias, do ṫuit ſé ſíos, a-
gus do ċúaiḋ a anam as: agus do bí
eagla mór ar gaċ duine dá ccualaiḋ na
neiṫe ſo.
6. Agus ar éirġe do na hógá-
naiḃ, rugadar é, agus ar ná iomċor
dóiḃ dadhlacadar é.
7. Agus tárla a dtimċeall trí núaire
na diaiġ ſin, go dtáinig a bhean a ſteaċ,
gan fios an neiṫe do rinneadh aice.
8. Agus a dubhairt Peadar ria; inniſ
dam nar a noireadh ſo do reacabhair an
fearann? agus a dubhairt ſiſe, ſeadh é
a noireadh ſin.
9. Ann ſin a dubhairt Peadar ria;
créud fá [illegible]

ag an doras, agus béurfaid ſiad tuſa
ria.
10. Agus ar a núairſin féin do
ṫuit ſiſe agá coſaiḃ, agus do ċúaiḋ
a ſpiorad eiſde: agus ar dteaċt a
ſteaċ do na hógánaiḃ, fúaradar marḃ
í, agus ar na breiṫ leó, dadhlaiceadar
í a naice a fir.
11. Agus do bí eagla mór ar a
neaglais uile, agus ar na huile dhóinib
do ċúalaḋ na neiṫe ſo.
12. Agus do niṫí mórán do ċomhar-
ṫadaiḃ, agus do ṁiorbhalaiḃ, tré láṁ-
aiḃ na nabſdal, a measg an poḃail, agus
do bídis uile dáontoil a bpóirſe Sho-
laim.
13. As don druing eile; níor laṁ
duine aca gréamugḣadh leó: gidheadh do bí
meas mór ag an poḃal orrṫa.
14. As is móide do ṁéudaig an
uimir fear agus ban do ċreid don ti-
ġearna.
15. Ionnas go niomċraidís amaċ fá
na ſráidiḃ na dróinge éugcrúaiḋe, agus
go gcuirdís ar leapaċaibh iad, ionnas
ag teaċt do Ṗhedar go gcuirfeadh a
ſgáile amáin ſgáile ar neaċ éigin dioḃ.
16. Agus do ṫigdís mórán a gceann
a céile as na caiṫreaċaiḃ timċeall go
Hiarusalém, ag tabhairt dróinge ſgcrúai-
ḋe, agus buaiḋearṫa ó ſpioradaibh
neimhglana riu: noċ do ſlánaiġṫí uile.
17. As ar néirġe ſúas don nárd-
ſagart, agus gaċ a raibh na ḟoċair,
(mar atá aiceaṁ na Saducineaċ,) do lío-
naḋ do ṫnúṫh iad.
18. Agus do ċuireadar a láṁa ſna
habſdalaiḃ, agus do ċuireadar ſa
bpriosún ċoitċeann iad.
19. As dfoſgail aingeal an ti-
ġearna ſa noiḋċe doirſe an ṗhriosúin,
agus ar na dtreórugḣadh amaċ, a dubh-
airt ſé,
20. Imṫigiḋ romaiḃ, agus ar ſea-
ſaṁ ſa teampall dóiḃ, labhraiḋ ris an
bpobal, na huile bhriaṫra na beaṫasa.
21. Agus ar na ccloinſin [illegible]

agus don druing do bhí na ḟochair, do ghoir-
readar comhairle, agus sinnsir chloinne Is-
raél uile a gceann a chéile: agus do
chuireadar teachta ar a gceannsan chum an
phriosúin.

22. Agus ar dteacht do na maoruibh
ní ḟuaradar iadsan sa bpriosún: a-
gus ar bhfilleadh dóibh dinnseadar [sin,]

23. Ag rádh; fuaramar go deimhin
an priosún dúnta go dúthrachtach, agus
an lucht coimhéada na seasamh a muigh as
comhair na ndoirrseadh: acht ar nosgladh
dúinn, ní ḟuaramar aonduine a stigh.

24. Agus ar gclos na mbriathar-
sa do nárdsagart, agus duachtarán
an teampuill, agus duachtaránaibh na sa-
gart, do bhí contabhairt aca na dtim-
cheallsan, créud do thiocfadh as so.

25. Acht ar dteacht do neach áirighe
dinnis sé dóibh, ag rádh; féuch, na fir
do chuireabhair a bpriosún, atáid siad na
seasamh sa teampall, agus ag teagusg
an phobail.

26. Ann sin ar nimtheacht don chaiptín,
maille ris na maoruibh, tug sé leis iad,
gan choimhéigneadh. (Oir do bhí eagla an
phobail orrtha, go ngéubhaidís do chlochaibh
orrtha.

27. Ar a nadhbharsin tar éis iad
dá dtabhairt leó, do chuireadar a bhfiadh-
nuise na comhairle iad, agus dfiafruigh
an tárdsagart díobh,

* Caib. 4. 18. 28. Ag rádh; * a né nar aithne-
maine go ródhiththeallach dhíbh, gan teagusg
do dhéanamh sa nainmse? agus féuch,
do líonabhair Ierusalem le bhur dteag-
usg, agus as mian libh fuil an duine-
se do tharruing oruinne.

29. Agus ar bhfreagra do Phea-
dar, agus do na habsdaluibh, a dubhra-
dar; is mó is éigin umhlughadh do Dhia,
ná do dhaoinibh.

30. Do thóg Dia ar naithreachne
Iosa suas, noch do mharbhabhairse é, ar na
chrochadh a gcrann.

31. Do thóg Dia ré na láimh deis
féin é so suas, na phrionnsa, agus na
slánaightheóir, do thabhairt aithrighe, agus
maithmheachais na bpeacadh Disraél.

32. Agus atámaoidne ar bhfiadhnui-
sibh dó, ar na neithibhse a deirmid: agus
mar an gcéudna an spiorad naomh, noch
thug Dia don druing umhlaigheas dó.

33. Agus ar gclos na neitheasa
dóibhsean, do bhádar ar a ngearradh, agus
do rinneadar comhairle iadsan do mhar-
bhadh.

34. Acht ar néirghe suas dfhairisineach
áirighe sa gcomhairle, dár bhainm Gamá-
liel, doctúir dlighe, do bhí fá chion ag
an bpobal uile, daithin sé na habsdail
chur amach ar feadh tamuill.

35. Agus a dubhairt sé riu; a fhio-
ra Israél, tabhraidh bhur naire ribh féin,
créd do dhéuntaoi a dtaobh na muinntire-
se.

36. Oir roimhe a naimsirse, déirghe
Teudas suas, ag rádh; go mbadh neach
éigin mór é féin, lér cheangail uimhir
dhaoine a dtimcheall ceithre gcéud: noch
do marbhadh, agus an méid daontuigh dó,
do spréigheadh, agus do cuireadh a neimhbrigh
iad.

37. Tar éis an fhirse, déirghe Iú-
dás an galileánach suas, a laethibh an
daoirchíosa, agus do tharruing sé mó-
rán don phobal chuige féin: agus do
sgriosadh an fearsa fós, agus do
spréigheadh an méid tug a naonta dó.

38. Agus a deirim ribh a nois,
seachnuidh sibh féin ar an muinntirse, agus
léigidh dóibh: óir más ó dhaoinibh thig an
chomhairle, nó a nobairse, cuirfighthear a
neimhbrígh é.

39. Acht mas ó Dhia thig sé, ní héi-
dir libh a chur a neimhbrígh: ar eagla go
bfuighthi ag troid a naghaidh Dé sibh.

40. Agus do aontuigheadar dó: a-
gus ar ngairm na nabsdal dóibh, agus
ar ngabháil orrtha, tugadar fógra
dóibh, gan labhairt a nainm Iosa: agus
do léigeadar uatha iad.

41. Ar a nadhbharsin do imthighea-
darsan go lúathgháireach as amharc na
comhairle, do bhrígh gur measadh gur bhfiu
iad easonóir dfulang ar son anma Iosa.

42. Agus gach lá sa teampall, a-
gus ó thigh go tigh, níor sguireadar do
bheith ag teagasg, agus ag seanmóru-
ghadh Iosa Criosd.

## CAIB. 6.

AGus an sna laeṫiḃsin, ag
méuduġaḋ do na deisciob-
luiḃh, déirigh monmhur na
Ngréugaċ a naghaidh na
Nebruiġeċ, do bhrigh go
ttugṫaoi neimċion ar a mbaintreabaċuiḃ
sa mhiosdhálaċ laeṫeamhuil.
2. Uime sin ar ngairm iomlaiḋ do na
deisciobluiḃ a gceann a céile don dá fear
déug, a dubradar: ni hiomċubaiḋe
dúinne briaṫar Dé dfágbáil do ċum na
mbord do frioṫólaṁ.
3. Ar a naḋbarsin a ḋearbraiṫreaċa,
féuċaiḋ amaċ bur measg féin, mór-
seisear do ḋáoinib deaġṫeasda, lán don
spiorad naoṁ agus deaġna, noċ do ċuir-
feam a dtimċeall na hoibreise.
4. Agus biaḋmaoidne go comnuiġ-
ṫeaċ a nurnaiġe, agus a miniosdhálas
na breiṫre.
5. Agus do ṫaiṫnigeadar an comlúa-
dar uile don ráḋ so, agus do ṫoga-
dar Stephán, fear lán do ċreideaṁ, agus
don spiorad naoṁ, agus Philip, agus
Procórus, agus Nicánor, agus Ti-
mon, agus Parmēnas, agus Nicolás,
neaċ ó Aintiócia do ċeangail é féin don
neaglais.
6. Do ċuireadar iad so a bfiaḋnaise
na nabstal, agus ar ndéunaṁ urnaiġe
ḋóibsean, do ċuireadar a láma orrta.
7. Agus dfás briaṫar Dé, agus
do méudaiġ uiṫir na ndeisciobal go
romór a Niarusalém, agus do ṁaluiḋ
cuiḋ mór do na sagartaib don ċrei-
deaṁ.
8. As Stephán lán do ċreideaṁ, a-
gus do ċumasaib, do rinne sé miorbuile
agus comarṫada móra, a measg an
pobail.
9. Agus déirgeadar súas dream
áiriġe don tsinagóig, dár ab ainm
[Sionagóg] na libertineaċ, agus na
Cirénians, agus lus Alexándria, a-
gus Cilicia, agus na hÁsia, ag dios-
bóras lé Stephán.
10. As níor bféidir leó cur a
naġaiḋ na heagna, agus na spioraide
tré ar labair sé.
11. An sin tugadar a steaċ dream
áiriġe noċ a dubairt; do ċúalamar féin
é ag labairt briaṫra maslaiġeaċa a
naġaiḋ Mhóise, agus Dé.
12. Agus do bogadar an pobal,
agus na sinsir, agus na sgriobuiḋe:
agus ag cur ċuige rugadar air, agus
tugadar leó ċum na comairle é.
13. Agus do ċuireadar amaċ fiaḋ-
naise ḃréugaċa, noċ a dubhairt; ni
sguireann an fearso dá beiṫ ag labhairt
bhriaṫra maslaiġeaċa a naġaidh na
háiṫe naoṁṫa sa, agus an reaċta.
14. Oir do ċúalamar é ag ráḋ,
go sgriosfaiḋ Iósa nazárrdaso a
náitse, agus go niompoċaiḋ sé na
hórduiġṫe tug Mhóise dúinne.
15. Agus gaċ a raibh na suiḋe sa
ccomairle ag féuċain go friocnamaċ air-
sion, do ċonnacadar a aġaiḋ mar aġ-
aiḋ aingil.

## CAIB. 7.

ADubhairt an tárdsagart,
an bfuil na neiṫese mar
so?
2. Agus a dubhairt sei-
sion, a bhraiṫreaċa, agus a aiṫreaċa,
éistiḋ: dfoillsiġ Dia na glóire é
féin dar naṫair Abraham, an tan do bí
sé sa Mhesopotámia, sul do ċomnuiġ
sé a Gcárran:
3. Agus a dubhairt sé ris; * fág * Gein. 12. 1.
do ṫír féin agus do ċineaḋ, agus
tárr don tír foillseóċus misi ḋuit.
4. Dimṫiġ sé an sin as talaṁ na
Gcaldéeans, agus do ċomnuiġ sé a
Gcárran. Agus as sin tar éis báis
a aṫar, dáistriġ sé é don talaṁsa
ann a bhfuiltise a nois bhur gcomh-
nuiḋe.
5. Agus ni tug sé oiġreas ḋó-
ann, go fiu leiṫead troiġṫe, bioḋ gur
ġeall sé a ṫabhairt mar seilbh ḋó féin
agus dá síol na ḋiaiġ, gé naċ raibh
clann fós aige.
6. As

6. As do labhair Dia, mar so: biaidh
do shiolsa na náitreabhaidh a dtír coim-
ighthe, mar a ccoimheócar iad fá dhaoir-
se, agus fá leattrom ceithre céud
bliadhan.
7. As do dhéuna misi breitheamhnus
ar an gcineadh agá mbiaidh siad fá dhaoir-
se, do ráidh Dia: agus na dhiaigh sin
racaid siad amach, agus do dhéunaid
seirbhis damhsa sa nionadsa.
* Gein. 17. 9. 8. * Tug sé dhó mar an gcéadna
conradh an timcillghearraidh, * agus is
* Gein. 21. 3. mar sin do ghin Abraham Isaac, agus
do timcillghearr sé é an tochtmhadh lá:
* Gein. 25. 26. * agus [do ghein] Isaac Iácob, * agus
Iácob an dá phatriárca dhéug.
* Gein. 29. 31, &c. 9. Agus * ar ngabháil tnúidh do na
* Gein. 37. 28. pátriarcaibh, do reacadar Ioseph don
Eigipt: agus do bhí Dia maille ris.
10. Agus do réidhigh sé é ó nuile
* Gein. 41. 37. triobloid, * agus tug sé grása agus
eagna dhó a bhfiadhnuise Phárao Rí na
hEigipte, noch do rinne uachtarán de ar
a nEigipt, agus ar a thigh féin uile.
11. Agus táinig gorta go tír
na hEigipte, agus Chánaan uile: ionnus
nách bhfuaradar ar naithreacha beatha.
* Gein. 42. 1. 12. * Agus ar na chlos do Iácob
go raibh arbhar sa nEigipt, do chuir
sé ar naithreacha ar tús [innte.]
* Gein. 45. 4. 13. * Agus an dara huair do aithne-
adar a dhearbhraithreacha Ioseph, agus do
foillsigheadh do Phárao cineadh Ioseph.
14. Agus do chuir Ioseph fios ar
Iácob a athair, agus ar a luchd gaoil uile,
cúig anmanna dhéug agus trí fichid.
* Gein. 45. 5. 15. * Agus do chuaidh Iácob sios
* Gein. 49. 33. don Eigipt, * agus fuair sé féin agus
ar naithreacha bás,
16. Agus do haitrigheadh iad go
Sichem, agus do cuireadh iad ann sa tú-
ama do cheannaidh Abraham ar a luach air-
gid ó chloinn Emmor mic Sicheim.
17. Agus ar ndruid aimsire na
ngeallamhna tug Dia dhÁbraham maille
re mionnaibh, dfás an pobal go hioma-
damhail sa nEigipt,
18. Nó gur éirigh Rí eile suas, ag
nách raibh aithne ar Ioseph.
19. Do mheall an fearso ar ccineadhne,
agus tug sé drochdhiol ar ar naithre-
chaibh, a ccrut go dtug sé orrtha a
gclann do theilgean amach, ionnus nách bhfás-
aidis.
20. * Fá a namsin rugadh Maoise, * Exod. 2. 2.
agus do bhí * sé taitneamhach ag Dia:
agus do hoileadh é fead trí mios a dtigh * Eabhra. 11. 23.
a athar.
21. Agus ar mbeith dhó ar na teil-
gean amach, do thóg ingean Phárao ria é,
agus do oil sí é mar mhac di féin.
12. Agus do bhí Maoise foghlamtha
a nuile eagna na nEigipteach: agus do
bhí sé cumhachtach a mbriathraibh agus a
ngniomharthaibh.
23. Agus ar gcoimhlionadh aimsire
a dá fichead bliadhan dhó, táinic ann a
chroidhe dul dfhéuchain a dhearbhráithreach
féin, chloinne Israel:
24. * Agus ar bhfaicsin dhuine * Exod. 2. 11.
áirighe ag fulang éugcóra, do chosain
sé é, agus ar mbualadh a nEigiptaigh
dhó, do rinne sé dioghaltas ar son an ti
ar a ndearnadh a néugcóir.
25. Oir do mheas sé go dtuigfidis
a dhearbhráithreacha, go dtiubhradh Dia fu-
asgladh, tre na láimsion dóibh: gidheadh
nior thuig siadsan [sin.]
26. * Agus an lá na dhiaigh sin, ar * Exod. 2. 13.
mbeith dóibh ag comrac, do taisbéin sé
é féin dóibh, agus do bhí sé dá snaim siot-
chána eatorra, ag rádh; a dhaoine, as
dearbhraithreacha dá chéile sibh: créud fá
ndéuntaoi éugcóir ar a chéile?
27. As do chuir an té do rinne a
neugcóir ar a chomharsain uadh é, ag
rádh; cia rinne uachtarán agus breitheamh
dhiotsa ós ar gcionne?
28. An mian riot misi do mharbhadh,
mar do mharbh tú an Tégipteach a né?
29. Do theith Maoisi ann sin ris an
bhfocal sin, agus do bhí sé na dheóraidh
a dtalamh Mhádian, sa nionadh ann a
rugadh dias mac dhó.
30. * Agus ar gcríochnughadh dá * Exod. 3. 2.
fichead bliadhan, do taisbeanadh dhó, a bhfásach
sléibhe Sina aingeal an Tighearna, a lasair
teineadh a ndos.
31. Agus ar na faicsin do Mhaoi-
se, do ghabh ionghnadh fan taisbe sé:
agus

agus ar dteaċt dó dá breaṫnuġaḋ, táinic guṫ an tiġearna ċuige;
32. As misi Dia haiṫreaċ, Dia Abraham, agus Dia Isaac, agus Dia Iácob: agus ar mbeiṫ do Ṁhaoise ar criṫ, níor lam sé ḟéaċain dó.
33. As a dubairt an tiġearna ris, sgaoil do bróga dod ċosaiḃ: óir is talaṁ naoṁṫa an tionaḋ ann a bfuil tú ad seasaṁ.
34. Tug mé dom ḟéaċain go friocnamaċ, amgar mo ṗobail, noċ atá sa Néigipt, agus do ċualaiḋ mé a nosnaḋaċ, agus do ṫurrling mé dá bfuasgailt: agus a nois tárrsa a leiṫ, cuirfe me don Eigipt ṫú.
35. An Ṁaoise so do diultadar, ag ráḋ; cia rinne uaċtarán agus breiṫeaṁ díotsa, do ċuir Dia é mar uaċtarán agus mar ḟear fuasgailte, a láiṁ a naingil, do taisbeanaḋ dó sa dos.
* Exod.7.9. 36. Tug sé so amaċ iad, * ar ndéunaṁ mioruile agus comarṫaḋ a dtalaṁ na Héigipte, agus ann sa
* Exod.16.1. muir rúaiḋ, * agus ann sa bfásaċ, dá ḟiċeaḋ bliaḋain.
37. A sé so an Ṁaoisi úd noch a
* Deut.18.5. dubairt ré cloinn Israél; * toiġeubaiḋ Dia bur dtiġearna, fáiḋ ċuas dáoiḃ dá bur ndearbraiṫriḃ, mar misi: éisdfiḋ siḃ ris.
* Exod.19. 38. Sé so an té do bí sa gcoimṫionól ar an bfásaċ, a bfoċair a naingil do labair ris ar sliaḃ Sina, agus ré ar naiṫriḃne, noċ do ġlac mar an gcéudna briaṫra na beaṫa ċum a dtabarṫa dúinne.
39. Dá nár báill ré ar naiṫriḃne umlaċ do ṫabairt, aċ do diultadar é, agus dfilleadar ann a gcroiḋṫiḃ tar a nais don Eigipt:
* Exod.32.1. 40. * Ag ráḋ ré Háaron, déuna dúinn Dée, do raċa roinn. Oir ni bfuil a fios aguinn créud do éiriġ don Ṁhaoisese, noċ do ṫreoraiḋ sinn as talaṁ na Héigipte.
41. Agus do rinneadar lóġ ann sna laeṫiḃsin, agus do ḟoráileadar iodbairt don iodail, agus do rinneadar gáirdeaċus as oibriġṫiḃ a láṁ féin.

42. Agus dfill Dia, agus tug sé iad do ḋéanaṁ seirḃíse do ṡluaġ neiṁe: do réir mar atá sgriobṫa a leabar na bfáiġeaḋ; * a ṫiġ Israél nar ḟoráil-
* Amos. 5. 25. geabair daṁsa, beaṫaiḋ marḃa, agus iodbarṫa ar feaḋ dá ḟiċeaḋ bliaḋan ar an bfásaċ?
43. As do ġlacabair tábernacel Ṁhóloch, agus réult bur Ndia féin Rēphan, fioġraċa noċ do rinnebair, ċum a naḋra: ar a naḋbarsin áṫroċa mé siḃ don ṫaoiḃ a nunn don Ḃhábilóin.
44. Do bi tábernacel na fiaḋnuise ag ar naiṫriḃne ar an bfásaċ, do réir mar daiṫin an té labair ré Ṁaoisi * a
* Exod.25. 40. déunaṁ do réir na heisiomplara do ċunnairc sé.
45. Noċ do ġlacadar ar naiṫrene, agus tugadar leó maille ré Híosa go seilḃ na gcineaḋaċ, noċ do ṫeilg Dia amaċ as amarc ar naiṫreaċ, go laeṫiḃ Ḋháiḃi:
46. Noċ fuair grása a bfiaḋnuise Dé, agus do sir tabernacel dfaġáil do Ḋhia Iácob.
* 1 Croin. 17. 12. 47. * Giḋeaḋ a sé Solaṁ do ṫóg tiġ dó.
* Caib. 17. 24. 48. * As fós ni a dteampluiḃ laiṁḋéunta atá an ti as áirde na ċoṁnuiḋe, do réir mar a deir an fáiḋ:
* Isai. 66. 1, 2. 49. * Sé neaṁ mo ċaṫaoir, agus an talaṁ sdól mo ċos. Créd é an tiġ toiġeubus siḃ daṁ, a deir an tiġearna: nó créud é mionad coṁnuiġe?
50. A né naċ i mo láṁ do rinne na neiṫesi uile?
51. A dhaoine cruáiḋṁuineulacha, agus neaṁṫimċeallġearrṫa a gcroiḋe agus a gcluásaiḃ, atáṫaoi ag seasaṁ riaṁ a naġaiḋ an spioraid naoiṁ, amuil [do rinnedar] bur naiṫreaċa, as mar sin do niṫise.
52. Cia do na fáiḋiḃ nar díbreadar bur naiṫreaċa? agus do marḃadar an dream do réumḟoillsiġ teaċt a nfírein úd, agá rabaḃairse a nois bur luċt braṫa, agus dúnmarḃṫa.
53. As do ġlacabair an reaċt tré miniosdráladh na naingeal, agus níor ċoiṁéudabair é.

54. Agus ar na gclos so dóibh-sion, do gonadh ann a gcroidhthibh iad, agus do bhádar ag cognamh a bhfiacal na aghaidh.
55. Ar mbeith do Stephán lán don spiorad naomh, agus ar bhfeuchain dó go geur ar neimh, do chunnairc sé glóir Dé, agus Iosa na sheasamh ar láimh dheis Dé.
56. Agus a dubhairt sé; feuch, do chím neimh osgailte, agus mac an duine na sheasamh ar láimh dheis Dé.
57. Do gháireadarsan annsin do ghuth mhór, agus do stopadar a gcluasa, agus do ritheadar deunthoil air-sion,
58. Agus ar na theilgean amach as an gcathraigh dóibh, do ghabhadar do chlochaibh air: agus do chuireadar na fiadhnuisighe a néudaighe síos ag cosaibh ógánaigh áirighe dar bhainm Saul.
59. Agus do ghabhadar do chlochaibh air Stephán, as é ag guidhe agus ag rádh; a Thighearna Iosa gab mo spiorad chugad.
60. Agus ar na léigean féin ar a ghlúnaibh dó, do éigh sé do ghuth mhór; a Thighearna na cuir an peacadh so na leith. Agus ar na rádh so dó, do chodail sé.

## CAIB. 8.

AGus do thoiligh Saul chum a bhásaighe. Agus do éirigh sa ló sin géirleanmhuin mhór a naghaidh na heaglaise a Niarusalém: agus do bhádar uile ar na sgaradh feadh réigión tíre Iúdaighe, agus na Samária, acht amháin na habstail.
2. Agus do thógbhadar daoine cráibhtheach Stephán leó, agus do chaoineadar go mór é,
3. As do bhí Saul ag sgrios na heaglaise, ag dul a steach ann gach éintigh: agus ag tarraing amach fear agus ban, do chuireadh sé a bpríosún iad.
4. Uime sin an dream do bhí ar na sgaradh, dimthigheadar timcheall ag seanmóir ar na bhréithre.
5. Agus ar dteacht do Philib go cathraigh na Samária, do sheanmóir sé Críost dóibh.
6. Agus tugadar an pobal dúthracht do na neithibh do labhair Philib, ag éisdeacht, agus ag feuchain na gcomhartha do rinne sé.
7. Oir do chuadar spiorada neamhghlana amach as morán ann a rabhadar, ag éighmhe do ghuth mhór: agus do slánughadh morán do lucht pailitise, agus do bhacachaibh.
8. Agus do bhí gairdeachus mór sa gcathraigh sin.
9. Agus do bhí roimhe sin sa gcathraigh, duine áirighe dar bhainm Siomón, do bhí na dhraoi, agus do mheall sé pobal na Samária, ag rádh; gur dhuine mór éigin é féin.
10. Tugadar uile aire dó ón mbeag gus an mór, ag rádh; a sé so mórchumhachta Dé.
11. Agus tugadar a naire dó, do brígh gur mheall sé iad aimsir fhada lé na dhraoidheacht.
12. Acht a nuair do chreideadar do Philib ag soisgéulughadh na neitheadh [bhenas] ré ríoghacht Dé, agus ré hainm Iosa Críost, do baisdeadh iad, eidir fhira agus mná.
13. Agus do chreid Siomón féin mar an gcéudna: agus ar na bhaisdeadh, do chomhnaigh sé a bhfochair Philib: agus ar bhfaicsin dó na gcomhartha agus na mionbhaileadh móra dá ndéunamh, do ghabh uathbhás é.
14. Agus ar gclos do na habstalaibh do bhí a Niarusalém, gur ghabh Samária chuige briathar Dé, do chuireadar chuca Peadar agus Eoin.
15. Agus ar ndul síos dóibh, do ghuidheadar ar a son, do chum go ngéubadís chuca an spiorad naomh.
16. (Oir níor thuirling sé fós ar éinneach aca, acht amháin do baisdeadh iad a nainm an Tighearna Iosa.)
17. Ann sin do chuireadar lámha orrtha, agus do ghabhadar an spiorad naomh chuca.
18. Agus

18. Agus ar na ḟaicsin do Shiomón, go raiḃ an spiorad náomh ar na taḃairt tré láimiḃ na nabsdal do ċur orra, do ṫairg sé airgead dóiḃ,

19. Ag ráḋ; taḃraiḋ ḋamsa mar an gcéudna na cumaċdasa, go bfuiġe gaċ neaċ ar a gcuirfe mé láma, an spiorad náomh.

20. As a duḃairt Peadar ris, go dteiġe do ċuid áirgid a muġa maille riot féin, do ḃriġ go measan tú go bfaġtar tioḋlacaḋ Dé ar airgead.

21. Ni ḃfuil cuid ná cuman agad annsa minisdrálasa: óir ni ḃfuil do ċroiḋe díreaċ a bfiaḋnuise Dé.

22. Uime sin déuna aiṫriġe ar son a nuilcse, agus iarr ar Dhia, mas éidir smuáineaḋ do ċroiḋe do ṁaiṫeaṁ ḋuit.

23. Oir do ċim go bfuil tú a ndomlus an tsearḃuis, agus a ndaingean na heugcóra.

24. Agus ar bfreagra do Shiomón a duḃairt sé; guiḋiḋse an tiġearna ar mo son, gan ni ar biṫ do na neiṫiḃse a duḃraḃair do ṫeagṁáil ḋam.

25. Uime sin ar ndéunaṁ fiaḋnuise dóiḃsion, agus ar laḃairt bréiṫre Dé, dfilleadar go hIarusalém, agus do seanmóraiġeadar an soisgéul a mórán do ḃailtiḃ na Samáritanaċ.

26. Agus do laḃair aingeal an tiġearna ré Philib, ag ráḋ; éirġe, agus imṫiġ don taoiḃ ó ḋeas, an tsliġe sios ó Ierusalém go Gáza: noċ atá na fásaċ.

27. Agus ar néirġe ḋósan, dimṫiġ sé roimhe: agus féuċ, cailltéunaċ áiriġṫe ó Etiópia, duine cumaċdaċ ré Candáce bainrioġan na hEitiópia, noċ do ḃí ós cionn a hionnmusa uile, táinic sé go hIarusalém daḋraḋ Dé:

28. Agus dfill sé tar a ais, agus ag suiḋe ḋó ann a ċarbad, do léiġ sé Esaias fáiḋ.

29. Agus a duḃairt an spiorad ré Philib, druid a bfogus, agus cuir tú féin a naice an ċarbaid úd.

30. Agus do riṫ Philib, agus do ċualaiḋ sé é, ag léuġaḋ a nfáiḋ Esaias, agus a duḃairt sé: an dtuigeann tú na neiṫe léiġeas tú?

31. Agus a duḃairt seision, cionnus is éidir leam, muna raiḃ eolaiġe éigin agam? agus diarr sé ar Philib teaċt a nios, agus suiḋe na focair.

32. Agus a sé so an ball don sgrioptuir do léiġ sé: mar ċaoirið do rugaḋ ċum báis é: agus amail *Isai. 53. 7. uán na tos a bfiaḋnuise a ntí lomarra, is mar sin nár osgail sé a ḃéul.

33. Ann a umlas do hárduiġeaḋ a ḃreiṫeamnus: agus cia foillseoċus a ġeinealaċ? óir tógṫar a ḃeaṫa don talamh.

34. Agus ag freagra an Philib, a duḃairt an cailltéunuċ: iarraim dait-ċuinge ort, cia ré a naḃair an fáiḋ so? an leis féin, nó lé neaċ éigin eile?

35. Ann sin ar nosgladh a ḃéil do Philib, agus ag tosúgaḋ ón sgrioptúrsa, do seanmóir sé Iósa ḋó.

36. Agus ar mbeiṫ dóiḃ ag imṫeaċt sa sliġe, tangadar ċum uisge áiriġe: agus a duḃairt an cailltéunaċ; féuċ an tuisge: créud ṫoirmisgeas mise baisdeaḋ?

37. Agus a duḃairt Philib: má ċreideann tú go hiomlán ó ċroiḋe, is éidir leat. Ar bfreagra ḋósan ann sin a duḃairt sé; creidim gur ab é Iósa Criosd mac Dé.

38. Daiṫin sé an carbad ann sin do ċongṁáil na ċomnuiḋe: agus do ċuadar ar aon sios sa nuisge, Philib, agus an cailltéunaċ a ndóinead, agus do ḃaisd sé é.

39. Agus ar dteaċt a nios as a nuisge dóiḃ, dfuadaig spiorad an tiġearna Philib leis, agus ó sin amaċ ni facaiḋ an cailltéunaċ é: agus dimṫiġ sé roimhe a ngáirdeaċus.

40. As frit Philib a Nazótus: agus ag dul tríd an dtír ḋó, do rinne sé an soisgéul do seanmóruġaḋ do na huile ċaiṫreaċaiḃ, go teaċt ḋó go Sesárea.

## CAIB. 9.



Agus ar mbeiṫ do Shaul fós ag séideaḋ bagair agus marḃṫa a naġaiḋ ḋeisciobal an tiġearna, do ċuaiḋ sé ċum a nárdsagairt.

2. Agus diarr sé leitreaċa air, go Damascus ċum na sinagóg, ionnus dá bfaġaḋ sé einneaċ dfior nó mnaoi don tsliġe-se, go dtiubraḋ sé ris iad go Hierusalém ceangailte.

3. Agus ag imṫeaċt dó, táinic sé a bfogus do Ḋamascus: agus go hoḃann do ḋeallruiġ soillse neiṁe mar ṫeinnteaċ na ṫimċeall.

4. Agus ar dtuitim dó ċum na talṁan, do ċualaiḋ sé guṫ ag ráḋ ris; a Sháuil, a Sháuil, créud fá a bfuil tú ag géarleanmuin orum?

5. Agus a dubairt seision; cia tú féin, a ṫiġearna? agus a dubairt an tiġearna; as mé Iosa, ar a bfuil tusa ag géarleanmuin. Is cruaiḋ duit beiṫ ag gabáil dod ṡálaib a naġaiḋ deilg.

6. Agus ar mbeiṫ do Shául ar criṫ agus lán duaṫbais, a dubairt sé; a ṫiġearna, créud is áil leat do ḋéunaṁ dam? agus [a dubairt] an tiġearna ris; éiriġ, agus imṫiġ a steaċ don ċaṫruiġ, agus foillseoċar duit créud is cóir duit a ḋéunaṁ.

7. Mar an gcéudna an drong do ṡiubail má raon re Sául, do ṡeasadar go buaiḋearṫa, ag éisdeaċt ris an nguṫ, as gan amarc ar éinneaċ aca.

8. Agus do éiriġ Sául don talaṁ: agus ar noslagaḋ a ṡúl dó, ní facaiḋ sé éinneaċ: agus ag breiṫ dóibsion ar láiṁ air, do ṫreóraiġeadar go Damáscus é.

9. Agus do bí sé trí laeṫe gan amarc ar biṫ aige, agus níor iṫ, agus níor ib [sinni.]

10. Agus do bí deisciobal áiriġe a nDamáscus, dar bainm Ananias, re a ndubairt an tiġearna a dtaibse; a Ananias. Agus a dubairt seision; féuċ, aṫáim ann so a ṫiġearna.

11. [A dubairt] an tiġearna ris an tan sin; éiriġ, agus imṫiġ don tsráid re ráiḋtear díreaċ, agus iarr a dtiġ Iudais, an té dar ab ainm Saul ó Tharsus, óir féuċ atá sé ag déunaṁ urnaiġe.

12. (Agus do connairc sé a dtaibse fear dar bainm Ananias ag teaċt a steaċ, agus ag cur a láiṁe air, ionnus go ngláicfaḋ sé a radharc.)

13. As do freagair Ananias: a ṫiġearna, do ċualaiḋ mé ó ṁórán ar an bfear so, a ṁéud dolcaiḃ do rinne sé dod naoṁaiḃse a Hierusalém.

14. Agus atá cuṁasa aige ann so ó na hárdsagartaiḃ, na huile ḋaoine ċeangal, ġoireas hainmse.

15. As a dubairt an tiġearna ris, imṫiġ romad: oir atá sé na ṡoiṫeaċ ṫoġṫa agamsa, ċum manma diomċar a bfiaḋnuise na gcineaḋaċ, agus na ríġṫeaḋ, agus ċloinne Israel.

16. Oir foillseoċaiḋ misi dó, créud é méud na neiṫeann is éigin dó fulang ar son manmasa.

17. Dimṫiġ Ananias ann sin, agus do ċuaiḋ sé a steaċ don tiġ sin, agus ar gcur a láṁ air sion, a dubairt sé; a Sháuil a ḋearbraṫair, an tiġearna Iosa do taisbeanaḋ duit sa tsliġe iona dtáinic tú, do ċuir sé misi ċum airiġ do radhairc dfaġáil duit, agus do beiṫ líonta don spiorad naoṁ.

18. Agus ar an mball do ṫuiteadar ó na súiliḃ mar do beiṫ sgamail, agus fuair sé a radharc gan fuireaċ: agus ar néiriġe do ġab sé baisdeaḋ.

19. Agus do ċaiṫ biaḋ, agus do neartuiġeaḋ é. Agus do bí Sául laeṫe áiriġe a bfoċair na ndeisciobal do bí a nDamáscus.

20. Agus ar an mball do ṡearmóir sé Críosd ann sna Sinagógaiḃ, gur bé so mac Dé.

21. Agus do ġab úaṫbás na huile ḋaoine do ċualaiḋ é, agus a dubradar; a né naċ é so an té úd do sgrios a Hierusalém an drong do ġoir an tainm-se. Agus is ċuige ṫáinic sé ann so, dá mbreiṫ ris ceangailte ċum na nárdsagart?

22. As

22. Aċt is móide do neartuigheaḋ Sául, agus do ċloí sé na Iúdaighe do áitriġ a Nadamascus, ag deimhniuġaḋ gur bé so Críosd.

23. Agus ar ndul mórán do láeṫib ṫársa, do rinneadar na Iúdaiġe do ċomhairle a bfoċair a ċéile, eision do ṁarbaḋ.

*2 Cor. 11. 32. 24. * Aċt do aiṫin Sául a ccealg; giḋeaḋ do bí coiméud acasan ar na geataiḋib do ló agus doiḋċe, ċum eision do ṁarbaḋ.

25. Uime sin ar na ġabáil ċuca do na deisciobluiḃ sa noiḋċe, do ċuireadar amaċ tré san mballa é, dá léigean síos a gcliab.

26. Agus ar dteaċt do Shául go Hiarusalém, do ċuir sé roimhe ceangal ris na deisciobluiḃ: aċt do bí faitcios orṫa uile roimhe, agus níor ċreideadar dó gur deisciobal é.

27. Aċt ar na ġabáil ċuige do Bharnabás, rug sé gus na habsdalaib é, agus dfoillsiġ sé dóib, cionnus do ċonnairc sé an tiġearna sa tsliġe, ⁊ gur labair sé ris, ⁊ cionnus do labair sé go dána a Ndamascus a nainm Íosa.

28. Agus do bí sé na gcáidreaḋ súd a Niarusalém.

29. Agus do labair sé go dána a nainm an tiġearna Íosa, agus do bioḋ sé ag diosbóireaċt a naġaiḋ na nGréugaċ: agus do ġabadarsan do láiṁ eision do ṁarbaḋ.

30. Aċt ar bfaġáil feasa do na dearbraiṫreaċaib, do ṫreoraiġeadar é go Sésárea, agus do ċuireadar as sin go Tarsus é.

31. Uime sin fuair an eaglais ar feaḋ ṫíre Iúdaiġe, agus na Galilé, agus na Samária síoċain, ar mbeiṫ dóib ar na dtógbáil súas [sa gcreideam:] agus ag siubal a neagla Dé, agus do bádar ar na líonaḋ do ċomfurtaċt an spiorad naoiṁ.

32. Agus tárla ag gabáil do Pheadar trioṫaḋ uile, go dtáinic sé cum na naoṁ do áitriġ a Liddá.

33. Agus fuair sé ann sin duine áiriġe dar bainm Enéas, do bí a bpairilis, agus nár éiriġ as a leabaiḋ feaḋ oċt mbliáḋan.

34. Agus a dubairt Peadar ris; a Enéas, do ní Íosa Críosd slán ṫú: éiriġ, agus tóg do leabaiḋ. Agus ris sin féin déiriġ seision.

35. Agus do ċunncadar an méid do áitriġ a Liddá agus a Sáron é, noċ do fill ċum an tiġearna.

36. Agus do bí baindeisciobal áiriġe a Nioppá, dar bainm Tabita, (ré a ráitear ar na eidirmíniuġadh Dorcás) do bí an bean sa lán do ḋeaġoibriḃ, agus do ḋéirce do níoḋ sí.

37. Agus tárla an sna laeṫib sin, go raib sí tinn agus go bfuáir sí bás: agus ar na nioṁlaḋ dóib, do ċuireadar a seómra úasaraċ í.

38. Agus ar mbeiṫ do Liddá a bfogus do Ioppá, ar bfaġáil sgéul do na deisciobluiḃ go raib Peadar ann sin, do ċuireadar dís fear ċuige, dá iarraiḋ air, gan moill do ḋéanaṁ ré teaċt ċuca.

39. Ann sin ar néiriġe do Pheadar táinic sé riú: agus ar dteaċt dó, rugadar súas don tseómra uasaraċ é; agus do seasadar na baintreabaċa uile na aice, ag caoi, agus ag taisbénadh na gcótaḋ, agus na gculaideaċ do rinne Dorcás, an feaḋ do bí sí na bfoċair.

40. Agus ar gcur amaċ gaċ a raib a sdig, ar na ligean féin ar a ġlúnaib do Pheadar, do rinne sé urnaiġṫe agus ar bfilleaḋ ċum an ċuirp, a dubairt sé; éiriġ a Thabita. Agus dosgail sísi a súile, agus ar bfaicsin Pheadair dí, déiriġ sí na suiḋe.

41. Tug sé a láṁ dí an tan sin, agus do ṫóg sé na seasaṁ í: agus ar ngairm na naoṁ agus na mbaintreabaċ dó, dairis sé ise béo.

42. Agus do foillsiġeaḋ so feaḋ Ioppá uile, agus do ċreideadar mórán sa tiġearna.

43. Agus tárla gur ċomnuiġ Peadar mórán do laeṫib a Nioppá, a bfoċair Shimóin áiriġe fear leasaiġe leaṫar.

Caib.

## CAIB. 10.

gus do ḃí duine áiriġe a Sesárea, dár ḃainm Cornélius, caiptín an ḃanna dá ngoirṫear [an ḃanna] Edáilleċ,

2. Duine riaġalta ar a raiḃ eagla Dé, maille ré na ṫiġ uile, noċ do ḃeireaḋ iomad déirce don poḃal, agus do ḃioḋ ag guiḋe Dé do ġnáṫ.

3. Do ċonnairc sé go soilléir a dtáiḃse a dtimċeall a naomaḋ huáir don ló, aingeal Dé ag teaċt a steaċ ċuige, agus ag ráḋ ris; a Ċornélius.

4. Agus ag féuċain dósan air go géar, agus ag gaḃáil eagla, a duḃairt sé; créd é sin a ṫiġearna? agus a duḃairt seision ris; do ċuaiḋ hurnaiġe, agus do ḋéirce suas a gcoimne a bfiaḋnuise Dé.

5. Agus a nois cuir daoine go Ioppá, agus cuir fios ar Ṡiomón dar ab comainm Peadar.

6. Atá sé ar aoiḋeaċt a bfoċair Ṡiomón áiriġe fir leasaiġṫe leaṫar, agá ḃfuil a ṫiġ láim ris an bfairrge: foillseóċaiḋ sé duit créud is cóir duit a ḋéunaṁ.

7. Agus ar nimṫeaċt don aingeal do laḃair lé Cornélius, do ġoir sé ċuige dís dá ṁuintir, agus saiġdiúir diáḋa don dream do ḃí na foċair:

8. Agus ar bfoillsiuġaḋ a mom-láin dóiḃ, do ċuir sé iad go hIoppá.

9. Agus ar na ṁáraċ ag siuḃal dóiḃsean, agus ag druid ris an gcaṫraiġ, do ċuaiḋ Peadar suas ar an dtiġ do ḋénaṁ úrnaiġe, a dtimċeall an seiseaḋ huair.

10. Agus tárla gur ġaḃ ocarus romór é, agus ba mián ris biaḋ ċaiṫeaṁ: agus an feaḋ do ḃádarsan ag ullmuġaḋ [neiṫe,] do ċuaiḋ seision a néull.

11. Agus do ċonnairc sé neaṁ osgailte, agus soiṫeaċ áiriġe ag teaċt a nuas ċuige, amail braitlín mór, agus a ceiṫre beanna ceangailte, noċ do léigeaḋ síos ar an dtalaṁ:

12. Ann a raiḃ gaċ uile ġné beaṫaiḋ ċeaṫarċosaiḋ na talṁan, agus beaṫaiḋ allta, agus piasd snámus [an talaṁ,] agus éunlaiṫ a naiéir.

13. Agus táinic guṫ ċuige; éiriġ a Ṗeadair, marḃ, agus iṫ.

14. As a duḃairt Peadar, ní heaḋ a ṫiġearna: óir níor iṫ mé riaṁ éinni coitċeann, nó neiṁġlan.

15. Agus [a duḃairt] an guṫ ris a ris an dara huair; na neiṫe ġlan Dia, ná habairse neiṁġlan iad.

16. Agus do rinneaḋ so fó ṫri: agus a ris do tógbaḋ an soiṫeaċ suas air neaṁ.

17. Agus ar mbeiṫ do Peadar ag déunaṁ amarrus ann féin, créud i an táiḃse do ċonnairc sé, féuċ na teaċtaiġe do cuireaḋ ó Ċornélius, ag iarraiḋ tiġe Ṡiomóin, agus do sesadar ag an dorus.

18. Agus do ġoireadar, agus dfiafruiġeadar an raiḃ Siomón dár comainm Peadar ann sin.

19. Agus ar mbeiṫ do Peadar ag smuáineaḋ ar an dtáiḃse, a duḃairt an spiorad ris; féuċ, atá triúr fear dod iarraiḋ.

20. Uime sin éiriġ téiriġ síos, agus imṫiġ riu, gan amarus ar biṫ do ḃeiṫ ort: óir is misi do ċuir uáim iad.

21. Ar ndul síos do Ṗeadar an tan sin ċum na bfear do cuireaḋ ċuige ó Ċornélius, a duḃairt sé; féuċaiḋ, is misi an té atá siḃse iarraiḋ: créud é an taoḃar fá dtangaḃair?

22. Agus a duḃradarsan; Cornélius an caiptín, duine cóimtrom air a ḃfuil eagla Dé, agus fear deaġṫeastas ag an gcineaḋ Iúdaiġe uile, fuair sé fógra ó Ḋia tré aingeal náomṫa, fios do ċur orsa dá ṫiġ féin, agus éisdeaċt sé briaṫra uaitse.

23. Ann sin do ġoir sé a steaċ iad; agus tug sé aoiḋeaċt dóiḃ. Agus ar na ṁáraċ do imṫiġ Peadar riu, agus dimṫiġ dream áiriġe do na deárbhráiṫreaċaiḃ do ḃí a Nioppá ma ráon ris.

24. Agus an lá na ḋiaiġ sin, do ċuadar

ċuadar a ſteaċ go Sſáręá. Agus do
bi Cornēlius ag feiṫeaṁ riu, ar ngairm
a ġaoil, agus a ċarad ndíongṁala a
gceann a ċéile dó.
25. Agus tárla ré dteaċt Pheadair
a ſteaċ, go dtáinic Cornēlius do ṫeag-
ṁáil dó, agus do onóraig sē é, dá
léigean féin ſíos agá ċosaib.
26. Agus do ṫóg Peadar suas é,
ag ráḋ; éirig: óir as duine mise féin.
27. Agus ar mbeiṫ dó ag coṁráḋ
ris, do ċuaiḋ sē a steaċ, agus fuair sē
mórán ar gcruinniuġaḋ a gceann a ċéile:
28. Agus a duḃairt sē riu; atá
a fios agaibse naċ dliġteaċ do Iúdai-
ġe, é féin do ċeangal dearánaċ, nó teaċt
dá ġoire: giḋeaḋ do foillsig Dia daṁ-
sa, gan duine coitċeann nó neaṁġlan do
ġairm do neaċ ar biṫ.
29. Ar a naḋbarsin táinig mē gan
diúltaḋ a nuaiṫ do cuireaḋ fios orm.
Uime sin fiafruiġim creud é an táḋ-
bar fár ċuireaḃ fios orm?
30. A duḃairt Cornēlius an tan sin;
ré ceiṫre lá gus a nuaire do bi mē ag
déunaṁ troisge, agus sa naoṁaḋ huair
do bi mē ag déunaṁ urnaiġe am mo
ṫiġ féin: agus feuċ, do ſeas neaċ am
fiaḋnuise, a néudaċ dealrusteaċ:
31. Agus a duḃairt sē, a Ċhornē-
lius, do héisdeaḋ hurnaiġe, agus do
cuimniġeaḋ do déirc a bfiaḋnuise Dé.
32. Uime sin cuir fios go Hioppá,
agus goir ċugad Siomón dar comainm
Peadar: atá se ar aoiḋeaċt a dtiġ Shi-
omóin, fir leasaiġṫe leaṫar, láim ris an
bfairrge: agus an tan ṫiucfas sē,
laiḃeóraiḋ sē riotsa.
33. Ar a naḋbarsa a nuaiṫ sin féin
do ċuir me fios ortsa: agus as maiṫ
do rinne tú teaċt. Uime sin a nois atá-
maoid uile a bfiaḋnuise Dé, cum eisdeaċta
gaċa uile neiṫe do haiṫniġeaḋ diotsa
ó Dhia.
34. Agus ar nosglaḋ a béil do
* Deut. 10. 17. Rom. 2. 11. 1 Pead. 1. 17. Pheadar a duḃairt sē; * do ġeibim go
fírinneaċ naċ bfeuċann Dia do pearsanaib
seaċ a ċéile:
35. Act ann gaċ uile ċineaḋ gabṫar
sē ris an ti ar ambi a eagla, agus do
ni ceart.
36. An briaṫar noċ do foillsig
sē do ċloinn Israél, ag soisgéuluġaḋ
síoċána trē Iosa Criosd, noċ atá na
ṫiġearna ós cionn na nuile.
37. Atá a fios agaibse creud do
rinneaḋ feaḋ ṫíre Iúdaiḋe uile, ag tosu-
ġaḋ ón Ngalilé, tar éis an baisdiġ
noċ do ſearmóraiḋ Eóin:
38. Cionnus do ung Dia Iosa Na-
sáirrġa ris an spiorad naoṁ agus lē
cuṁaċtaib, noċ do ċuaiḋ timċeall ag
déunaṁ maiṫeasa, agus ag slánuġaḋ
gaċ a raib fá leaṫtrom trē ċuṁaċtaib
an diabail, óir do bi Dia maille ris.
39. Agus atámaoidne dfiaḋnuise
ar na huile neiṫe do rinne sē, a ttír
Iúdaiġe, agus a Niarusalém: noch
do marbadar dá ċroċaḋ a gcroiċ.
40. Do ṫóg Dia é so suas an
treas lá, agus dfoillsig sē é;
41. Ní don pobal uile, act do na
fiaḋnuisiḃ do ṫóg Dia roim láim,
[eadon] dúinne, noċ do iṫ, agus do iḃ
na foċair, tar éis a eiséirġe ó mar-
baib.
42. Agus tug aiṫne dúinne, sear-
móir a déunaṁ don pobal, agus fiaḋ-
nuise do déunaṁ, gur ab eision do
horduiġeaḋ ó Dia, na breiṫeaṁ ar béo-
ḋaib agus ar marbaib.
43. * Do níd na fáiḋe uile fiaḋ- * Jer. 31.
nuise dó so, go bfaġann gaċ aon creid- 34.
eas ann, maiṫeaṁnus na bpeacaḋ trē na Mich. 7. 18
ainm.
44. Ar mbeiṫ fós do Pheadar ag
labairt na mbriaṫarsa, do ṫuirling
an spiorad naoṁ ar gaċ aon da ccualaiḋ
an briaṫar.
45. Agus na creidmiġe don ṫim-
ċealġearraḋ ṫáinic ré Peadar, do ġaḃ
uaṫbás iad, do briġ gur dóirteaḋ fós
ar na ciniḋeaċaib tioḋlacaḋ an spio-
raid naoṁ,
46. Oir do ċualadar iadsan ag
labairt lē teangṫaib, agus ag aḋmolaḋ
Dé. Do freagair Peadar an tan sin;
47. An féidir do neaċ ar biṫ uisge
do ṫoirmeasg, do ċum naċ baisdfi iad
so, noċ do ġab an spiorad naoṁ coṁ-
maiṫ rinne?
48. Agus

48. Agus do aithin sé dhíobh baisdeadh ghabháil chuca a nainm an tighearna. Do iarradar airsion an tan sin fanmhuin [na bfochair] laéthe áiridhe.

## CAIB. 11.

Agus do chualadar na habstoil agus na dearbhráithreacha do bhí a ttír Iúdaighe, gur ghabhadar na cinea-dhacha mar an gcéudna briáthar Dé chuca.

2. Agus ar ndul do Pheadar súas go hIarusalém, an drung do bhí don timcheallghearradh, do bhádar ag consbóid ris,

3. Ag rádh; do chuáidh tú a steach gus an muinntir ar nách raibh an timcheallghearradh, agus do chaith tú biadh maráon riú.

4. Agus ar dtionnsgnamh do Pheadar, dfoillsigh sé [an tiomlán] a nord-ughadh dhóibh, ag rádh,

5. Do bhí mé a gcathraigh Ióppá ag déunamh úrnaighe: agus do chonnairc mé an táibhseí a néull, soitheach áiridhe ag teacht a nuás, amhail brait lín móir, do leigeadh a núas ó neamh ar a cheithre beannaibh, agus táinic sé chugam.

6. Ar bféchain dam go geur air, tug mé dom aire, agus do chonnairc mé beathaidh cheithrechosacha na talmhan, agus beathaidh allta, agus na piasda snámhus an talamh, agus éunlaith a naéir.

7. Agus do chualaidh mé guth ag rádh riom; éirigh a Pheadair, marbh, agus ith.

8. Ar a dubhairt mise; ní headh a thighearna: óir ní dheachaidh lin ní coitcheann nó neamhghlan am béul a steach a riamh.

9. Agus do fhreagair an guth mé an dara huáir ó neamh, na neithe do rinne Dia glan, ná déunsa neamhghlan iad.

10. Agus do rinneadh so fo thrí, agus a ris do tógadh súas iad go hainnibhe a neamh.

11. Agus féuch, tangadar triúr fear an tan sin don tigh ann a raibh mé, do cuireadh ó Shesárea chugam.

12. Agus a dubhairt an spiorad rium dul riu, gan amharus ar bith do beith oram. Agus tangadar na sé dearbhráithreacha so maráon riom, agus do chuamar a steach go tigh a nfir sin.

13. Agus do foillsigh sé dhúinn, cionnus do chonnairc sé aingeal ann a thigh, na sheasamh, agus ag rádh ris; Cuir fios ar Shiomón dar ab comhainm Peadar:

14. Noch laibheórus briathra riot, ré a sláineóchar thu féin agus do thigh uile.

15. Agus an tan do thionnsgain mé labhairt, do thuirrling an spiorad naomh órtha súd, * amhail mar do thuirrling sé óirne ar tús. *Caib.1.4.

16. Do chuimhnigh mise an tan sin ar bhréithir an tighearna, mar a dubhairt sé; * do bhaist Eóin lé huisge, acht baistfighthear sibhse ris an spiorad naomh. *Eoin. 1. 26.

17. Uime sin má tug Dia dhóibhsion an tiodhlacadh céudna tug sé dhúinne, an tan do chreideamar sa tighearna Iósa Criosd, cia hé mise do féudfadh toirmeasg do chur ar Dhia?

18. Agus ar gclos na neitheannsa dhóibhsion, do thosdadar, agus tugadar glóir do Dhia, ag rádh; uime sin tug Dia aithrighe do na cineadhachaibh fós chum beatha.

19. Trálleadh eile, an dream do bhí ar na sgaradh trés an mbuáidhirt do éirigh ar son Stepháin, do siubhladar go Phenicia, agus go Cíprus, agus go hAntiócia, gan an briathar do labhairt ré héinneach, acht ris na hIúdaighibh amháin. *Caib.8.1.

20. Agus do bhádar cuid dhíobh ó Chiprus agus ó Chiréne, noch ar ndul a steach dhóibh go hAntiócia, do labhair ris na Greugachaibh, agus do sheanmóir an tighearna Iósa.

21. Agus do bhí lámh an tighearna maille riú: agus do chreid sluagh mór, agus dfilleadar chum an tighearna.

22. Agus táinic na sgéulasa go cluásaibh na heaglaise do bhí a nIarusa-lém: 7 do chuireadar Barnabas uatha go hAntiócia.

23. Agus

23. Agus ar dteacht dó, agus ar
bhfaicsin ghrása Dé, do ghab gáirdeachus
é, agus do theagaisg sé iad uile, fá an-
mhain a bhfochair an tighearna ré rún croidhe.
24. Oir do bí sé na dhuine maith, a-
gus lán don spiorad naomh agus do
chreideamh; agus do cuireadh ris an dti-
ghearna buidhean mhór.
25. Do imthigh Barnabas [illegible]
go Tarsus, d'iarraidh Shauil, agus
ar na fhagail dó, rug sé ris é go
hAntioch.
26. Agus tárla go rabhadar ag
gnáthughadh a chéile feadh bliadhna sa ne-
glais, agus gur theagaisgeadar leo iomad
do dhaoinibh, ionnus gur ab a nAntiócia
do goireadh ar tús Criosduighthe do na
deisciobluibh.
27. Agus annsna laethibh sin, tan-
gadar fáidhe ó Ierusalém go hAntió-
chia.
28. Agus ar néirghe suas do neach
aca dar bainm Agabus, dfoillsigh sé
tré an spiorad, go mbiadh gorta mhór
feadh na talmhan uile: noch tárla mar an
gcéudna a laethibh Chlaudius Sésar.
29. Ann sin do chuir gach aon do
na deisciobluibh roimhe, congnamh do
chur do réir a acfhuinne, chum na ndear-
bhráithreach dáitrigh a ttír Iúdaighe.
30. Agus do rinneadar sin, agus
do chuireadar é chum na sinnsear tré láimh
Bharnabais, agus Shauil.

## Caib. 12.

Agus fá an amsin do sin Io-
ruáidh an righ láma, do dhé-
namh uilc do dhruing áirighe
don neaglais.
2. Agus do mharbh sé Séumus, dear-
bhráthair Eóin, lé cloidheamh.
3. Agus ar bhfaicsin dó gur thait-
tin sin ris na Iúdaighibh, do chuir sé
roimhe Pedar do ghabháil mar an gcéud-
na, (agus do bhádar laethe a narain gan
laibhin ann.)
4. Agus ar na ghabháil dó, do chuir
sé a bpriosún é, ar na thabhairt dá coi-
méud do cheithre coimhtionóil do shaighdiúi-
ribh, ar mbeith romhar dó ar a thabhairt
amach chum an phobail a ndiaigh na Cásg.
5. Uime sin do coiméudadh Pedar a
bpriosún: agus do rinne an eaglais ur-
naighe go dúthrachtach chum Dé ar a son.
6. Agus ar mbeith Ioruáidh ar ti
a thabhairt amach, sa noidhche sin féin do
chodail Pedar eidir dhís saighdiúir, ar
na cheangal ré dá slabhradh, agus do
bhádar an lucht coiméuda, ag coiméud
an phriosúin ag an dorus.
7. Agus féuch, do sheas aingeal an
tighearna a láthair, agus do dhealraigh so-
lus sa tigh: agus ar mbualadh Phea-
dair ann a thaobh, do thóg sé suas é, ag
rádh, éirigh go luath. Agus do thuiteadar na slabhraidhe dá lámhaibh.
8. Agus a dubhairt an taingeal ris,
cuir do chrios umad, agus ceangail ort
do bhróga. Agus do rinne sé mar sin.
Agus a dubhairt sé ris; cuir do bhrat io-
mad, agus lean misi.
9. Agus ar nimtheacht amach do Phea-
dar do lean sé é, agus ní raibh a fhios
aige gur bfíor a ní do rinneadh tré a
naingeal, acht do shaoil sé gur taibhse do
chonnairc sé.
10. Agus ar nimtheacht dóibh tré san
gcéud [fhaire,] agus tré san dara faire,
tangadar chum an gheata iarainn, threó-
raigheas chum na caithreach, noch do os-
gail dóibh uadh féin: agus ar ndul a-
mach dóibh, do siubhladar tríd aon tsráid
amháin: agus ar an mball do imthigh an
taingeal uadh.
11. Agus ar dteacht do Phedar chu-
ige féin, a dubhairt sé; a nois atá a fi-
os agum go dearbhtha, gur chuir an ti-
ghearna a aingeal uadh, agus gur shaor
sé mé ó láimh Ioruáidh, agus ó uile choi-
méud an phobail Iúdaighe.
12. Agus ar mbreathnughadh [a nei-
thesi] dó, táinic sé go tigh Mhuire
mathar Eóin, dar comhainm Marcus, áit
a rabhadar mórán cruinn a bhfochair a chéile,
agus ag déunamh urnaighe.
13. Agus ar mbualadh dorais an
phoirse do Phedar, táinic cailín chuige
dar bainm Róde, dfeitheamh [ris.]

14. Agus ar naithne gotha Pheadair di, tré gháirdeachus, níor osgail sí an doras; acht ag rioth di a steach, dinis sí, go raibh Peadar na sheasamh sa dóirse.
15. Acht a dubhradarsan ria, atá tú ar mire. Gidheadh do bhí sisi ag dearbhughadh go raibh sé amhlaidh. Acht a dubhradarsan, a sé a aingel atá ann.
16. Agus do lean Peadar dá beith ag bualadh [an doruis:] agus ar nosgladh dóibhsion, do chonncadar é, agus do ghabh uathbhás iad.
17. Agus ar sméideadh a láimhe dósan orrtha chum beith na ttost, dfoillsigh sé dóibh, cionnus tug an tighearna amach é as an bpriosún: agus a dubhairt sé, innisigh na neitheise do Sheumus agus do na dearbhráithreachaibh. Agus ar nimtheacht as sin dó, do chuaidh sé go háit eile.
18. Agus ar neirghe don lá, do bhí nídh buaidhearth nar bheag a measg na saighdiúir, a dtimcheall créd tárla do Pheadar.
19. Agus ar na iarraidh do Ioruáid, agus nach bhfuair, ar cceasdughadh an luchd coiméuda dó, dáithin sé a mbreith amach chum pionnis. Agus ar ndul síos dó ó thír Iúdaighe go Sesáirea, do chomhnaigh sé [ann sin.]
20. Do bhí Ioruáid an tan sin ro-dhiomghach do luchd Thiruis agus Shidoin: acht tangadarsan dionntoil chuige, agus ar dtabhairt Bhlastuis [eadhon] seomradóir an rí ar a ttoil, diarradar síodchain: do bhrígh go raibh a ttír dá cothughadh tré thír an rí.
21. Agus lá órduighthe áirighe ar mbeith Ioruáid ar na éuduighadh a néudach ríoghdha, agus na shuidhe sa gcathaoir bhreitheamhnais, do rinne sé oráid dóibh.
22. Agus do gháireadar an pobal: guth Dé [so,] agus ní [guth] duine.
23. Agus a nuairsin féin do bhuail aingeal an tighearna é, do bhrígh nach ttug sé glóir do Dhia: agus ar na ithe do piastaibh, do chuaidh a spiorad as.
24. Agus do fás briathar Dé, agus do méudaigheadh í.
25. Agus do fill Barnabas agus Saul ó Ierusalem, ar gcoimhlíonadh a mminisdrálachta, ar mbreith fós Eóin leo, dar comhainm Marcus.

## CAIB. 13.

AGus do bhádar a neagluis na Hantiochia fáidhe áirighe agus luchd teagaisg, mar atá Barnabas, agus Simeón dá ngoirthi Niger, agus Lucius ó Chirene, agus Manahen comhalta Ioruáid an Tetrarca, agus Saul.
2. Agus ar mbeith dóibh ag minisdrálas don tighearna, a dubhairt an spiorad naomh; curidh a leith dhamh Barnabas agus Saul, fa chomhair na hoibre chum ar goir mé iad.
3. Ann sin ar ndéunamh troisgthe agus urnaighe dóibh, agus ar gcur lámh orrtha, do léigeadar uatha [iad.]
4. Uime sin ar mbeith dóibhsion ar na gcur amach ón spiorad naomh, do chuadar síos go Seleucia, agus as sin do sheóladar go Cyprus.
5. Agus ar dteacht dóibh go Salamis, do seanmóraigheadar briathar Dé a sinagógaibh na Niudaighe: agus do bhí Eóin aca fós mar óglach.
6. Agus ar ndul dóibh tríd a noileun go Paphus, fuaradar draoi áirighe fáidh fallsa, Iúdaighe, dar bainm Barieshus:
7. Noch do bhí a bhfochair a nuachtaráin Sergius Paulus, duine tuigsionach. Ar ngairm Bharnabais agus Shauil dó so chuige, diarr sé briathar Dé déisdeacht.
8. Acht do chuir Elimas an draoi, (oir as mar so eidirmhinighthear a ainm) na naghaidh, ag iarraidh a nuachtaráin diompógh ón gcreideamh.
9. Acht ar mbeith do Shaul (dá ngoirthear fós Pól) lán don spiorad naomh, ag féuchain air go géar,
10. A dubhairt sé: [a fhir] lán do mheabhail agus dolc, a mhic an diabhail, agus a námhaid na huile fírentachta, an é nach sguirfe tú do shlightibh díreacha Dé do chur buncíon?

11. Agus

11. Agus anois feuch lámh an Tigherna ad aghaidh: agus biaidh tú dall gan amharc na gréine agad fead sealaidh. Agus nír sin féin do thuit ceó agus dorchadus [air]: agus do sir sé fá gcuairt dhream éigin do threoróchadh ar láimh é.

12. An bfaicsin don uachtarán an tan sin a ní do rinneadh ann, do chreid sé, ag ionghnadh iongantuis fá theagusg an Tigherna.

13. Agus ar nimtheacht do Phól agus don dhruing do bhí na fochair a loing ó Pháphus, tangadar go Perge na Pamphilia. Agus ar ndealughadh Eoin riu, dfill sé go Hierusalem.

14. Agus ar ndul dóibhsion ó Pherge, tangadar go Hantiócia na Pisidia: agus ar ndul a steach dóibh don tsinagóig lá na saboide, do shuigheadar sios.

15. Agus tar éis léighthe an reachta agus na bfáidheadh, do chuireadar uachtaráin na sionagóige teachtaireacht chuca, ag rádh; a fheara [agus] a dheárbhráithreacha, má atá agaibh briathar ar bith le a dteagasgthaoi an pobal, labhruidh [í.]

16. Ar néirghe suas do Phól an tan sin, agus ar sméideadh dó ré na láimh chum iadsan bheith na dtost, a dubhairt sé, a fheara Israeltacha, agus sibhse ar a bfuil eagla Dé, éisdigh.

17. Do thogh Dia an phobailse Israel ar naithreacha, agus do árdaigh sé an pobal * an tan do bhádar na gcomhnuidhe sa Néigipt, * do threóraigh sé as sin amach iad ré láimh áird. * Exod. 1. * Exod. 13. 14.

18. Agus a dtimcheall aimsire dá fichead bliadhan, do fhulaing sé a mbéasa sa bfásach.

19. Agus ar sgrios dó na seacht gcineadhach a dtír Chánaan, * do roinn sé ré crannchar a bfearann dóibh. * Jos. 14. 1.

20. Agus na dhiaigh sin, a dtimcheall deich mbliadhan agus dá fichead agus ceithre gcéud, * tug sé breitheamhain dóibh, go [teacht] Shamuel an fáidh. * Leabhar na mbreitheamh. 3. 9.

21. Agus na dhiaigh sin diarradar rí, * agus tug Dia Saul dóibh mac Chis, fear do threibh Bheniamin, fead dá fichead bliadhan. * 1 Sham. 11. 15.

22. Agus ar na athrughadh súd dó, * do thóg sé suas Dáibhi na rígh dóibh: dá ndearnaidh sé mar an gcéadna fiadhnuise, ag rádh; * fuair mé Dáibhi [mac] Iesse na dhuine do réir mo chroidhe, noch do dhéunaidh mo thoil uile. * 1 Sham. 16. 13. * Psal. 89. 20.

23. * As do shíol so do thóg Dia suas do réir na geallamhna an slánaightheóir Iósa Disrael: * Isai. 11. 1

24. * Ar mbeith Eóin roimh eision do theacht, ag seanmórughadh bhaistidh na haithrighe do phobal Israel uile. * Math. 3. 1

25. Agus ar gcomhlíonadh a sheala Eóin, a dubhairt sé; * an té shaoiltí, ní misi é: as féuch, tig neach am dhiaigh, ag nach fiu mé iallach a bhróg do sgaoileadh. * Eóin. 1. 20.

26. A fheara [agus] a dhearbhráithreacha, a chlann fine Abraham, agus an méid agaibh ar a bfuil eagla Dé, is chugaibhse do cuireadh briathar na sláintese.

27. Oir an dream do áitigh a Nierusalem, agus a nuachtaráin, ar mbeith dóibh gan eolus aca airsean na [agus] bhriathraibh na bfáidheadh, léughthar gacha sábóid, [agus] na ndamnughadhsan dóibh do chomhlíonadar iad.

28. * Agus bíodh nach bfuaradar cúis ar bith báis [ann,] diarradar ar Philáid a bhásughadh. * Math. 27. 22.

29. Agus ar gcríochnughadh na nuile neitheann dóibh do bhí ar na sgríobhadh na thimcheallsan, do leagadar a nuas as an gcrann, agus do chuireadar a dtuama [é.]

30. * Ast do thóg Dia suas ó mharbhaibh é: * Math. 28. 6.

31. Noch do taisbéunadh fead móráin do láethibh don dhruing do chuaidh a ncóimhtheacht ris suas ón Ngalilé go Hierusalem, agus atá na bfiadhnuisibh dó a dtaobh an pobail.

32. Agus soisgéulamóidne dhibhse an gealladh do rinneadh dona haithreachaibh, gur choimhlíon Dia dhúinne a gclann é, ar dtógbháil Iósa suas:

33. Mar atá sgríobhtha fós ann sa dara Salm; * is tusa mo mhacsa, a niugh do ghein mé thú. * Psal. 2. 7. Eabhra. 1. 5.

34. Agus do bhríġ gur ṫóg sé sú-
as é ó marbaib, agus nac bfillfiḋ sé
ars cum na huáiḋe, a dubairt sé mar
* Isa.55.3. so; * do ḃeura mé dib neiṫe nómtha
diongmala Dháibi.

35. Uime sin a deir sé a monad
* Psal. 16. 10. eile; * ní ḟuileóngaiḋ tú do naoṁ nóm-
ṫa féin ofaicsin truáiḋliġṫe.

36. Oir go deimin ar ndéunam sein-
bise do Dháibi ann a ġeinealaċ féin tré
* 1 Ríogh. 2. 10. ċomairle Dé, * do ċodail sé, agus do
cuireaḋ a bfoċair a aiṫreaḋ é, agus do
ċunnairc sé truáilleaḋ.

37. As an té do ṫhóg Dia suas
ní faca sé truáilleaḋ.

38. Ar a naḋbharsin bíoḋ a fios a-
gaib a bhraiṫhreacha, gur tré san
bfearso foillsiġṫear dib maiṫfeaċus na
bpeacaḋ:

39. Agus go bfuil gac áon ċreideas,
ar na sáoraḋ tríoḋsion ó na huile nei-
ṫib dá nár bfeidir sibse do sáoraḋ a
reacht Mhóise.

40. Uime sin tabraiḋ bur naire ribh,
nác dteigeumaḋ dóib a ní atá ar na
* Hab.1.5. ráḋ ris na * fáiḋib,

41. Féuċaiḋ a luċt na tarcaisne,
agus bíoḋ iongantus oraib, agus leaġ-
naigiḋ mar ċeó: oir oibrigim se obair
an bur láeṫib, obair nac ccreidfeaḋ sibh,
dá bfoillsigeaḋ duine dib é.

42. Agus ar nimṫeaċt amaċ as an
tsionagóig do na Iúdaiġib, diárra-
dar na cinneaḋaiġ dacruine [orrṫa,] na
briaṫrasa labairt riu féin an tsábóid
na diaiġsin.

43. Agus ar sgáoileaḋ don ċoimṫi-
onól, do leanadar mórán do na Iúdai-
ġib, agus do dhaoinib riagalta coig-
criċe ṫáinic cum creidme, Pól agus
Barnabas: noċ do labair riu, agus do
ċomairliġ dóib fanmhaċ a ngrás sin Dé.

44. Agus an ċéudlá sabóide na
diaiġ sin is beag nar ċruinniġ an ċa-
ṫair uile a bfoċair a ċéile, do éisdeaċt bréi-
ṫre Dé.

45. As an bfaicsin an pobail do
na Iúdaiġib, do lionaḋ do ṫhnúth iad,
agus tangadar a nagaiḋ na neiṫhean
do labhair Pól, dá ccontrárḋaḋ,
agus ag labhairt ortha go masluiġ-
theach.

46. As ar ndéunam dánasa do
Phól agus do Bharnabas, a dubra-
dar; is ribse an tús dob éigean bria-
ṫar Dé do labairt: gideaḋ ó ċuirṫí ar
gcúl í, agus go mbeirṫi do breiṫ
nac fiú sib an beaṫa marṫanaċ [d'fa-
ġáil;] féuċ, atámaoidne ag filleaḋ ċum
na gcineaḋaċ.

47. Oir is mar sin do aiṫin an ti-
ġearna din, [ag ráḋ;] * do ċuir mé * Isa.49.6.
ṫu mar solas do na cineaḋaċaib, agus
mar ṡlánughadh go leiṫhimlibh na
talman.

48. Agus ar gcloisdin na neiṫeannsa
do na cineaḋaċaib, do ġab gáirdeaċus
iad, agus do ġlóraiġeadar briaṫar an
tiġearna: agus do ċreideadar an méid
do bí ar na nórduġaḋ ċum na beaṫa
marṫanaiġe.

49. Agus do leaṫnaiġ briaṫar an
tiġearna ar feaḋ na tíre uile.

50. As do brosduiġeadar na Iú-
daiġe mná riaġalta agus mácanta,
agus uáisle na caṫraċ, agus do tó-
gadar géirleanmhuin ar Phól agus ar
Bharnabas, agus do ċuireadar amaċ
as a dteórannaib iad.

51. * As ar gcraṫaḋ dóib sion luai- * Math.10.
ṫhriġ a gcos na naġaiḋ, tangadar go 14.
hIcónium.

52. Agus do lionaḋ na deisciobail
do ġáirdeaċas agus don spiorad náom.

---

## C A I B. 14.

Agus tárla a nIcónium, go
ndeaċadar ar áon a ndóinseaċt
go sionagóig na nIúdaiġ-
eaḋ, agus gur labradar,
an ġléus gur ċreideadar buidean mór
do na Iúdaiġib, agus fós do na gréu-
gaċaib.

2. As na Iúdaighthe diċhreidm-
eacha, do brosdaiġeadar agus do
lionadar daingdheas intinn na gci-
neadhach a naghaidh na ndearbhrai-
threach.

3. Uime.

3. Uime sin dfanadar aimsir fada ag labhairt go dána sa tighearna, noch do rinne fiadhnuise do bhreithir a ghrás féin, agus tug fá dhearna comhartadha agus mioruilleadha do dhéunamh tré na lámhaibh-sion.

4. Agus tárla comhroinn eidir luchd na caithreach, ionnus go raibh dream aca ris na Iudaighibh, agus dream eile ris na habstolaibh.

5. Agus ar dtosughadh bruighne do na cinedhachaibh, agus do na Hiudaighthibh, maille ré na nuachtaranaibh, cum iad-san do mhaslughadh, agus gabháil do chlochaibh orrtha,

6. Ar na thuigsin [so] dóibhsion, do theitheadar go Lystra, agus Derbe, caithreacha na Licaonia, agus don region an gach taobh.

7. Agus do bhádar ag seanmóirughadh an tsoisgéil ann sin.

8. Fa an ám sin do bhí duine áirighe a Lystra na shuidhe, ag nach raibh a chosa ar a chumus, do bhí na mhachtineach ó bhroinn a mháthar, [agus] nar shiubhail a riamh.

9. Do chualaidh sé so Pól ag labhairt: agus ar mbeith do [Phól] ag féuchain go géar air, agus ar mbreathnughadh dó go raibh creideamh aige cum a shlánuighthe,

10. A dubhairt sé do ghuth mhór, seas suas go dírech ar do chosaibh. Agus do léim seision suas, agus do shiubhail sé.

11. Agus ar bhfaicsin a neithe do rinne Pól don pobal, do árdaigheadar a nguth, ag rádh a dteangaidh na Licaonia, tangadar Dée a nuas chugainn a gcosamhlas dhaoine.

12. Agus do ghoireadar Iupiter do Bharnabas: 7 Mercurius do Phól: do bhrigh gur bh'é fear labhartha é.

13. Agus ar mbeith do shagart Iupiter ar comhair a gcaithreach súd, ar dtabhairt tarbh agus atán ris chum na ngeatadh, bá mian ris iodhbhairt do dhéunamh, maraon ris an bpobal.

14. Ar ar na chlos [so] do na habstolaibh Barnabas agus Pól, ag réubadh a gculaidheach dóibh, do ritheadar a steach a measg an pobail, ag éighmhe,

15. Agus ag rádh, a dhaoine, créud fá a ndéantaoi na neithe-se? oir is daoine sinne féin, cosmhail a bhfulaingthibh ribhse, ag soisgéulughadh dhíbh filleadh ó na neithibh diomhaoineacha so chum Dé bhí, * noch do rinne neimh, agus talamh, agus an fhairrge, agus na huile neithe atá ionnta. * Gein.1.1. Psa.146.6.

16. * Noch do fhulaing sna haimsiribh do chuaidh thorainn, do na huile chineadhachaibh siubhal ann a slighthibh féin. * Psal. 81. 12.

17. Bíodh nar fhág sé é féin gan fhiadhnuise, ag déunamh maitheasa, ag tabhairt fearthanna dhúinn ó neamh, agus seusúir thortharrach, ag líonadh ar gcroidheadh do bhiadh agus do ghairdeachus.

18. Agus ar rádh na neitheann-sa dhóibh, is ré héigean do chongbhadar an pobal ó iodhbairt do dhéunamh dhóibh.

19. Gidheadh tangadar Iudaighe chuca ó Antiocia agus ó Iconium, noch do chomhluigh an pobal, agus * ar ngabhail do chlochaibh ar Phól, do tarraingh amach as an gcathraigh [é,] ar na shaoilsin dóibh go raibh sé marbh. * 2 Cor.11. 25.

20. As ar mbeith do na deisciobluibh na seasamh na thimcheall, do éirigh sé suas na sheasamh, agus do chuaidh sé a steach don chathraigh, agus ar na mhárach do imthigh sé as sin maraon ré Barnabas go Derbe.

21. Agus ar seanmóirughadh an tsoisgéil don chathraigh sin dóibh, agus ar dteagasg mórain do dheisciobluibh chuca, dfilleadar go Lystra agus do Hicónium, agus go Hantiocia.

22. Ag neartughadh anman na ndeisciobal, agá dteagusg fá anmhain sa gcreideamh, agus gur tré iomad buaidhearta as éigean dúinn dul a steach go rioghachd Dé.

23. Agus ar nórdughadh sinnsear ann gach eglais, agus ar ndéunamh urnaighe dóibh maille ré trosgadh,

do

do ċuireadar ar coiméud an tiġearna,
ionar ċreideadar iad.
24. Agus ar ndul dóib tríd Phi-
sidia, tangadar go Pamphilia.
25. Agus ar labairt na bréithre
dóib a bPerge, do ċuadar sios go
hAtália,
26. Agus do ṡeóladar as sin go
hAntiochia, a náit as ar cuireadh ar
coiméud ġrás Dé iad, ċum na hoibre
do ċoimlíonadar.
27. Agus ar dteaċt agus ar
ccruinniuġaḋ na heaglaise a gceann a
ċéile dóib, do ḟoillsiġeadar méud na
neiteann do rinne Dia triotaḃ, agus
gur osgail sé doras an ċreidim do na
cineaḋaċaib.
28. Agus do ċomnuiġeadar aimsir
ḟada ann sin a bfoċair na ndeisciobal.

---

CAIB. 15.



Agus ar dteaċt do ḋruing áir-
ighe, a nuas ó thír Iu-
daiġe, do ṫeagaisgeadar na
bráithre, [ag ráḋ;] * muna
dtimċeallġeartar sibh do
réir reaċta Mhaoisi, ni héidir bhur slá-
nuġaḋ. * Gal. 5. 2.
2. Uime sin tar éis Pól agus Bar-
nabas consbóid agus díosbóireaċt nar
beag do ḋénam na naġaiḋ, do ḟorógea-
dar Pól agus Barnabas agus dream
eile díobsan do ḋul suas go hIarusa-
lém, ċum na nabstal agus na sinnsear,
a dtimċell na ceasda so.
3. Agus ar na seóladh do neaglais,
do ġabadar tré Phenice agus Sha-
maria, ag innsin filltee na gcineaḋaċ,
agus do ċuireadar luaġáir mór ar na
bráiṫrib uile.
4. Agus ar dteaċt go hIarusalém
dóib, do ġabadar a neaglais agus na
habstoil agus na sinnsir ċuca iad, a-
gus do innseadarsan méud na neiteann do
rinne Dia triotaḃ.
5. Gidheaḋ deiriġe dream áiriġe dei-
rcear na bPhairisineaċ do ċreid, ag ráḋ;
go ccaitfiḋ a ttimċellġearraḋ, agus
a chur d'fiaċaiḃ orrtha dligheadh
Mhaoisi ċhoimhéud.
6. Ar a naḋbharsin tangadar na
habstoil agus na sinnsir ar conball
dféuċain a dtimċell a neiṫese.
7. Agus ar ndénamh mórain díos-
bóireaċta dóib, éiriġ Peadar suas a-
gus a dubhairt sé riu; * a ḟeara [agus] * Caib. 10.
a bhráiṫreaċa, atá a fios agaibh gur 20. & 11.
ṫoġ Dia eadrainne fada ó sin, go gclu- 13.
infidís na cineaḋaċa briaṫar an tois-
géil as mo béulsa, agus go gcreid-
fidís.
8. Agus do rinne Dia bar ab aiṫne
na croiḋṫe finné dóibsion, ag tabhairt
an spioraid naoim dóib, commaith linne.
9. Agus ní dearna sé eidirdhealu-
ġaḋ ar biṫ eadrainne agus iad, * ag * Caib. 10.
glanaḋ a gcroiḋeaḋ lé creideam. 43. 1 Cor.
10. Uime sin a nois créud fá bfuil- 1. 2.
tí ag cur ċaṫuiġṫe ar Dhia, * ag cur * Math. 23.
cuinge ar muinéulaiḃ na ndeisciobal, 4.
nar féudadar ar naiṫreaċa ná sinn
féin iomċar?
11. Ass creidmid go slánóċtar
sinn commaiṫ leósan, tré ġrásaiḃ an
tiġearna Iosa Criosd.
12. Ann sin do ṫostadar an ċoi-
ṫeasa uile, agus tugadar éisdeaċt do
Bharnabas agus do Phól, ag innsin
créd é méud na gcomarṫaḋ agus na
míorbhuileaḋ do rinne Dia triotaḃ féin
eidir na cineaḋaċaiḃ.
13. Agus ar sgur dá dtagra
dóib, do freagair Seumus, ag ráḋ;
a ḟeara [agus] a bhráiṫreaċa, éisdiġ
riumsa.
14. Do innis Simón [dóib] cionnus
dféuċ Dia ó ṫosaċ ċum pobail do ḃuain
as na cineaḋaċaiḃ dá ainm féin.
15. Agus tigid briaṫra na bfáiḋ-
eaḋ leis an nisi: do réir mar atá
sgriobṫa,
16. * Fillfiḋ mé na diaiġ so, agus * Amos 9.
tóigéubhaiḋ mé suas a ris tábernacel 11.
Dhaibi atá ar dtuitim, agus cóimeó-
caiḋ mé an ni do ṫuit de, agus cuirfiḋ
mé suas é a ris:
17. Da ċum go niarrfaidís an ċuid
eile do na daoinib an tiġearna, agus

na huile ċineaḋaċa ar a ngoirṫear m'ainm: a deir an tigerna noċ do ni na neiṫeaso uile.

18. Atá fios a oibreaċa féin aige ó ṫosaċ an tsaoġail ag Dia.

19. Uime sin measaimsi nác cóir mi-ṡuáimneas do ċur ar a ndreim do na ciniḋeaċaiḃ, fhilleas cum Dé.

20. Aċt ar mbeiṫ sgríoḃṫa ċuca iad féin do sheaċna ar ṫruailliġiḃ na nio-ḋal, agus ar sdriopaċus, agus ó ni taċtuiġṫe, agus ó fuil.

21. Oir atáid ag Maoise ó na sean-aimsireaċaiḃ a nall, dáoine do ni a shea-nmóruġaḋ an gaċ éon ċaṫraiġ, ar na sinagógaiḃ ar a léuġṫar gaċa sáb-bóid é.

22. An sin do ċonnċas do na habs-dalaiḃ agus do na sinnseraiḃ maille ris a neaglais uile, dáoine toġṫa díob féin do ċur go Hantióċia lé Pól agus lé Barnabas: [eadhon] Iúdas dar comh-ainm Barsabas, agus Silas, dáoine oirrdeirc eidir na bráiṫreaċaiḃ:

23. Ag sgríobaḋ leitreaċ riu mar so: Beaṫa agus sláinte ó na hesbu-laiḃ, agus ó na seanóraiḃ, agus ó na bráiṫriḃ ċum na mbráṫar do na ciniḋ-eaċaiḃ atá a Naintióċia, agus a Siria, agus a Cilicia.

24. Do ḃriġ go gcúalamar go ndeaċ-adar dáoine áiriġe uainn noċ do bu-aidir sibse lé briaṫraiḃ, agus do ċlóċlaiḋ bhur mintinne, dá ráḋ ribh beiṫ ar bhur dtimċeallġearraḋ, agus an reaċt do ċoiméud; dá nác dtugamar [a lei-ṫeid sin] dáiṫne:

25. Do ċonnċas dúinn ar ttecṫ déun-toil a gceann a ċéile, dáoine toġṫa do ċur ċugaibse, mar aon ré ar [mbráiṫ-riḃ] gráḋaċa Barnabas, agus Pól,

26. Dáoine ṫug a nanmanna féin ar son anma ar dtiġerna Iósa Críosd.

27. Ar a naḋḃarsin do ċuireamar ċugaiḃ Iúdas agus Silas, noċ ṁeósas na neiṫesi as béul mar an gcéadna.

28. Oir do ċonnċas don sbiorad náomh agus dúinne, gan ni as mó dúalaċ do ċur oraiḃ, ná na neiṫe riaċtanaċasa.

29. Go seaċna sib sib féin ar neiṫiḃ do niṫear osráil dioḃalaiḃ, agus ar fuil, agus ar ni taċtuiġṫe, agus ar sdriopṫaċus: má ċongbaiṫi sib féin uaṫa sos is maiṫ do déunṫaoi é. Slán liḃ:

30. Agus ar na leigean doiḃ ar siu-bal ṫangadar go Hantióċia: agus ar gcruinniuġaḋ don pobal a gceann a ċéile ṫugadar an leitir uaṫa.

31. Agus an tan do léiġeadarsan an leitir, do ġab gáirdeaċus iad tres an ccomfurtas.

32. Mar an gcéona ar mbeiṫ do Iúdas agus do Shilas na bfáidiḃ, do ṫeagaisgeadar agus do neartuiġeadar na bráiṫre lé mórán briaṫar.

33. Agus tar éis iad fuireaċ ann sin ar feaḋ tamaill, do leigeadar na bráiṫre iad a siotċáin uaṫa ċum na nabsdal.

34. Aċt do ċonnċas do Shilas comh-nuiġe ann sin.

35. Aċt do ṫan Pól agus Barna-bas a Naintióchia, ag teagasg agus ag soisgéuluġaḋ breiṫre an tiġerna, maraon fós ré mórán eile.

36. Aċt a ndiaiġ laeṫeaḋ áiriġe a duḃairt Pól ré Barnabas, fillem dféuċain ar mbráiṫreaċ atá an gaċ éon ċaṫraiġ ar a ndearnamar briaṫar an tiġerna do sheanmóir, cionnus atáid siad.

37. Agus do sanntuiġ Barnabas Eóin dá ngoirṫear Marcus do ḃreiṫ leó.

38. Aċt níor ḃáill lé Pól an té do ċúaid uaṫa as Pamphilia, agus nác deaċaiḋ riu ċum na hoibre, do ḃreiṫ na gcomdeaċta.

39. Uime sin do éiriġ easaonta eatorra, a gcruṫ gur sgaradar ré ċéile: as rug Barnabas Marcus leis, agus do ċúaid sé a luing go Cíprus:

40. Aċt do ṫog Pól Silas dó féin, agus do imṫiġ sé roimhe, ar na ċur ar comairce gráis Dé do na bráiṫriḃ.

41. Agus do siobail sé ar feaḋ Shiria agus Chilicia ag comhneartu-ġaḋ na neaglaiseaḋ.

## Caib. 16.

ANn sin táinig sé go Derbe, agus go Lystra: agus féuch, do bhi deisciobal áirighe ann sin * dar bhainm Timotéus, mac mná áirighe deghchreidmhighe don chinedh Iudaighe, agus ba Ghréugach a athair.

*Romh. 16. 21.

2. Ar a dtugadar na bráithre do bhi a Lystra agus a Niconium teisd mhaith.

3. Do ghabh fonn Pól an fersin do bhreith leis na chuideachta: agus ar na bhreith leis dó, do thimcheallghearr sé é, ar son na Niudaidheadh do bhi annsna háitibh sin: óir do bhi a fhios aca uile gur Ghréugach a athair.

4. Agus mar do shiobladar ar na caithreachaibh, tugadar dóibh ré a gcoimhéud na hordaighthe do * órduigheadar na habstoil agus na sinsir do bhi a Niarusalém.

* Caib. 15. 28.

5. Uime sin do bhádar na heglaiseadha ar na ndaingniughadh annsa chreideamh, agus do bhi a nuimhir ag méudughadh gach éun lá.

6. Agus ar ngabháil tré Phrigia agus tré chrích na Galátia dóibh, do thoirmisg an sbiorad naomh iad an briathar do labhairt sa Násia.

7. Agus ar dteacht go Mísia dóibh, do chuireadar rompa dul go Bitinia: as nior fhulaing sbiorad Íosa dóibh.

8. Ar a naobharsin ar ngabháil tré Mhisia dóibh, do chuadar síos go Tróas.

9. Agus do conchas do Phól a dtaisbeanadh sa noidhche, duine áirighe ó Mhacedónia na sheasamh, dá ghuidhe, agus ag rádh; tarr go Macedónia, agus tabhair cabhair dhúinne.

10. Agus mar do chonnairc sé an taisbeanadh, do shanntuigheamar ar an mball dul go Macedónia, óir do thuigeamar gur bé an tighearna do ghoir sinn chum an tsoisgéil do shearmóir dóibh.

11. Uime sin ag seoladh dhúinn ó Thróas tangamar go dírech go Samothrácia, agus lá ar na mhárach go Neápolis.

12. Agus as sin go Philippi priomhchathair na coda sin don Mhacedónia, agus colainn. Agus do fhanamar annsa chathraigh sin seal áirighe do laethibh.

13. Agus do chuamar a mach as an gcathraigh lá na sábóide cois a srotha mar a ngnáthuigheadh urnaighe do dhéunamh: Agus ar suidhe dhúinn ann sin, do labhramar ré mnáibh do bhi ar gcruinniughadh ann.

14. Agus bean áirighe dar bhainm Lidia, reacadóir purpuir a gcathraigh na Dtiatirach, noch do onóruigheadh Dia, déisd sí rinn: ag ar osgail an tighearna a croidhe chum aire do thabhairt do na neithibh a dubhairt Pól.

15. Agus ar ngabháil baisdidh di féin agus do lucht a tighe, do ghuidh sí [sinn,] ag rádh; má measdaoi go bfuilim dileas don tighearna, tigidh do dhéunamh comhnuidhe dom thigh. Agus do choimhéigin sí sinn.

16. Agus tárla ag dul dhúinn do dhéunamh urnaighe, go dtárla cailin áirighe orrainn agá raibh sbiorad fáisdine, rug sábhaltus mór dá tighearnaibh féin lé fáisdine do dhéunamh.

17. Do lean sí so Pól agus sinne, agus do éigh sí ag rádh; is seirbhisigh don Dia ro árd na daoineasi, noch soisgéulas dáoibh slighe na sláinte.

18. Agus do rinne sí so mórán do laethibh: as do ghoill sin ar Phól, agus dfill sé tar ais, agus a dubhairt sé ris a sbiorad: aithnighim díot a nainm Íosa Criosd teacht amach aisde. Agus ar a núair sin do imthigh an sbiorad aisde.

19. Agus an tan do chonncadar a tighearnaidheasi gur imthigh muinighin a bhfábhaltuis féin, do chuireadar lámh a bPól, agus a Silas, agus rugadar leó don mhargadh iad chum na nuachtarán.

20. Agus ar na dtabhairt do na huachtaránaibh, a dubhradar; buaidhrid na daoineasi ar gcathairne, óir is don chinedh Iudaidhe iad.

21. Agus

21. Agus múinid siad órdaighe nach
dleisdenach dhúinne do ghabháil, na do
leanmhuin, do bhrigh gur Rómhánaigh sinn.
22. Agus do éirigh an pobal a
naoinfheacht na naghaidh: agus ar reubadh
*Cor. 11. 25. 1 Tessal. 2. 2. a néudaighedh do na hoifigibh, *do aith-
neadar gabháil do shlataibh [orrtha.]
23. Agus ar ngabháil orrtha go
romhór dhóibh, do chuireadar a bpriosún
[iád,] dá aithne dfear coimhéuda an
phriosúin a gcoimhéud go ró dhaingean.
24. Agus ar bhfagháil na haithne
sin dósan, do theilg sé iad ann sa phri-
osún dob faide a steach, agus do
dhaingnigh sé a gcosa a gceap.
25. Agus a dtimcheall meadhóin oidh-
che ar ndéunamh urnaighe do Phól agus
do Shilas, do chanadar salm dadhmo-
ladh Dé: agus do chualadar na prio-
súnaigh iad.
26. Agus go hobann do éirigh crith
mór talmhun ann, a gcruth go raibh fúin-
dimeint an phriosúin ar bogadh: agus
ar an mball do bhádar na doirrsi uile
osgailti, agus a ngeimhleacha uile sgaoil-
te.
27. Agus ar músgladh do choimhéu-
daidhe an phriosúin, agus ar bhfaicsin
dóirrsedh an phriosúin osgailte dhó, ar
dtarraing a chloidhimh amach, do smuáin
sé é féin do mharbhadh, [óir] do shaoil sé
gur éulóidheadar na braighde:
28. As do éigh Pól do ghuth mór,
ag rádh; na déuna olc ar bith ort
féin: óir atámaoidne uile ann so.
29. Agus ar ngairm ar solus dó-
san, do sháith sé a steach, agus ar
mbeith dhó ar crithchrith, do thuit sé sios
a bhfiadhnaise Phóil agus Shilas.
30. Agus ar na mbreith leis amach
dhó, a dubhairt sé: a mhaighisdrighe, créud
dhaitfeas misi dhéunamh do chum go slái-
neóchthaoi mé?
31. Agus a dubhradarsan: creid
ann sa tighearna Iósa Criosd, agus
sláineóchthar tú féin agus do thigh.
32. Agus do rinneadar briathar an
tighearna do seanmóir dhó féin agus dá
raibh ann a thigh uile.
33. Agus a nuair sin féin do noidh-
che do ghlach sé iad, agus do nigh sé a
ccréachta: agus ar an mball do ghlach
sé féin agus a thigh uile baisdeadh.
34. Agus ar na mbreith leis dhó
dá thigh féin, do chuir sé bórd na bfiadh-
nuisi, agus do rinne sé gáirdeachus, é
féin agus a thigh uile ag creideamh a
Ndia.
35. As ar néirghe don lá do chui-
readar na huasaráin maoir uatha dá
rádh; léig na daoine sin amach.
36. Agus dinnis coimhéudaidhe an
phriosúin na briathrasa do Phól, gur
chuireadar na huasaráin fios uatha bur
léigean amach: uime sin siobhlaidh roimhibh
a nois, agus imthighidh a siothcháin.
37. As do fhreagair Pól dóibhsean;
tar éis gabháil orrainn go puibliche, agus
sinn neimhchiontach agus ar Rómhanachaibh,
do theilgeadar a bpriosún sinn, agus
an né budh áil leó a nois ar gcur a-
mach ós isel? ni headh go firinneach: as
tigidis féin, agus beiridís amach sinn.
38. Agus dinnisgeadar na maoir na
briathrasa do na huasaránaibh: agus
do ghabh eagla iadsan an tan do chuala-
dar gur Rómhánaigh iad.
39. Agus ar dteacht dóibh do chui-
readar impidhe orrtha, agus ar na
dtabhairt amach do ghuidheadar iad fá im-
theacht amach as an gcathraigh.
40. Agus ar nimtheacht as an bpri-
osún dóibhsion, *do chuadar a steach go *Caib. 16.
Lidia, agus ar bhfaicsin na mbráthar 14.
tugadar comhfurtachd dóibh, agus do
imthigheadar rompa.

## Caib. 17.

Agus ar nimtheacht tré Amphi-
polis agus tré Apollonia
dóibh, tangadar go Tessa-
lónica mar a raibh sinagóg
ag na Iúdaighibh.
2. Agus mar bá gnáth ré Pól, do
chuaidh sé a steach chuca, agus do rinne
sé diospóireacht riu as na sgriobtuiribh,
ar feadh trí lá sabóide,
3. Ag minughadh agus ag dearbhu-

ġaḋ gur béigin do Chríosd fulang, agus éirġe a ris ó marḃaiḃ: agus gur ab é so Críosd, an Tíosa do nim-si seanmóir dóiḃ.

4. Agus do ċreideadar cuid áiriġe díoḃ; agus do leanadar do Phól agus do Shílas, agus mar an gcéudna mórán do Ġréugaċaiḃ cráiḃteaċ, agus do mnáiḃ uaisle.

5. Aċ do ġaḃ iomṫnúḋ na Iúdaiḋe nár ċreid, agus ag cruinniuġaḋ droċ-ḋaoine áiriġe agus corra margaiḋ do rinneadar cuideaċda mór, agus do buaiḋ-readar an ċaṫair, agus tangadar a dtimċeall tiġe Iásóin ag iarraiḋ iad-san do ṫaḃairt amaċ cum an poiḃil.

6. Agus an tan náċ ḃfuaradar iadsan, do ṫarraingeadar Iáson, agus cuid áiriġe dona ḃráiṫriḃ cum uaċaráin na caiṫreaċ, ag éiġme; iad so do ċuir an saoġal bun ar ċionn, tangadar ann so mar an ccéudna.

7. Noċ dá dtug Iáson aoiḋeaċ: agus atáid siad uile ag cur a naġaiḋ órduiġṫe Shéasair, ag ráḋ go ḃfuil Rí eile ann [eadhón] Iosa.

8. Agus do ḃuaiḋreadar an pobal agus uaċaráin na caiṫreaċ ar gclos na neiṫeaḋsa dóiḃ.

9. Agus ar ngabáil urraiḋe ó Iáson agus ón ċuid eile, do léigeadar uaṫa iad.

10. Agus ar an mball do ċuireadar na bráiṫre sa noiḋċe uaṫaḋ Pól, agus Silas go Berea: agus ar dteaċt dóiḃ [ann sin,] do ċuadar a steaċ go sinagóig na Niúduiḋe.

11. Agus doḃ uaisle na Hiúduiḋe sin, ina an drong do ḃí a Dtessalonica, agus do ġaḃadar an briaṫar go ro lúṫġáireaċ ċuca, ag cuardaċaḋ na sgrioḃtuireaḋ gaċ éun lá, dá ḟéuċain an mar sin do ḃádar na neiṫe sin.

12. Uime sin do ċreideadar mórán díoḃ, agus mar an gcéudna mórán ban uasal do na Gréugaċaiḃ, agus fear leis.

13. Agus an tan do ḟuair na Iúdaiḋe do ḃí a Dtessalonica, fios go ndearna Pól briaṫar Dé seanmóir ag Berea leis, do ċuadar ann sin mar an gcéudna do ċur buaiḋearṫa ar an bpobal.

14. Aċ do ċuireadar na bráiṫre Pól uaṫa ar an mball, amail as go raċaḋ sé ar fairge, aċ dfan Silas agus Timotéus ann sin na gcomnuiḋe.

15. Agus an ċuideaċda do ċuaiḋ lé Pól do ṫreoraiġeadar é go [caṫair] na Haiṫne: agus ar bfaġáil aiṫne dóiḃ cum Silais agus Thimotéus, do ċum go dtiocfaidís mar is luaiṫe do ḟéudfaidís ċuige, dimṫiġeadar rompa.

16. Aċ ar mbeiṫ do Phól ag fuireaċ riusan a ccaṫair na Haiṫne, do ḃí a spiorad ann na ḃuaiḋreaḋ ann, tré go bfaċaiḋ sé an ċaṫair lán diodhaladhraḋ.

17. Ar a naḋbarsin do rinne sé díospóireaċt ann sa tsionagóig ris na Iúduiġiḃ, agus ris na daoiniḃ riaġalta, agus ré gaċ aon dá dteagmaḋ dó ar an margaḋ gaċ éun lá.

18. Agus do rinneadar fellsaim-niġe áiriġe do na Hepicuraċaiḃ agus dona Stoiciḃ, comhrac ris: agus a duḃradar cuid díoḃ, créd as áill leis an bfear mbriosgglórach so do ráḋ? agus [a duḃradar] cuid eile; as cosmuil ris beiṫ na ṡeanmóntuiḋe ar Dhéiḃ coimiġṫeaċa, ar son gur sean-móir sé Iosa agus a néiseirġe dóiḃ.

19. Agus ar mbreiṫ air, rugadar go || Hareopágus é, ag ráḋ; an ḃféudmaoid a fios dfaġáil créd é an teagasg nua so labras tusa?

20. Oir atá tú ag cur neiṫeaḋ nua áiriġe ann ar gcluasaiḃne: ar a naḋ-barsin as mian linn a fios dfaġáil créd as ciall dóiḃ.

21. (Oir ní raiḃ aċ ar ní ar biṫ eile ag lucṫ caṫrach na Haiṫne, agus ag coimṫiġe táinig dáiṫreaḃaḋ na measg, aċ ar nuaiḋeaċt éigin dinnsin, nó déis-deaċt.)

22. Agus ar seasaḋ do Phól a meaḋón Areopágus a duḃairt sé; a luċt caṫrach na Haiṫne, do ċim go bfuilti go huile róḋiṫċeallaċ a niodhaladhraḋ.

23. Oir an tan do siuḃail mé ó áit go háit, agus do ċonnairc mé bur neiṫe naoṁṫa, fuair mé altóir áiriġe

ar.

*C 48.

*P 1.

*Isa 18.

|| *Tigh árd-chúirte chathair na Haithne.*

an a raibh sgriobhtha, Don Dia anaith-
nidh. Ar a nadhbharsin as é an Dia sin
onóraighthi, as gan a fhios agaibh cia hé,
atáimsi do sheanmóir dibh.
*Caib. 7. 48. 24. * Oir ni dhénann an Dia do rinne
an domhan, agus gach uile ni dá bhfuil
ann, ar mbeith dhó na thighearna ar neamh a-
gus talamh, comhnuighe a dteampluibh láimh-
dhénta.
25. Agus fós ni tugthar onóir dhó
lé lámhuibh daoine, * mar do biadh riachta-
*Psal. 50. 8. nus éinneithe é, oir is é féin do beir be-
tha, agus anál, agus gach uile ni, do na
huile neithibh.
26. Agus do rinne sé a nuile chineul
daoine déunfhuil amháin, do chum go nái-
teochaidis ar dhruim na talmhan uile, a-
gus do chinn sé aimsera réumhórdaighe,
agus tórann a náitreabhaidhsan:
27. Do chum go madhfaidis an ti-
ghearna, dá madh éidir leó a fhagháil ré
a ghlacadh: gé nach fada ó éundhuine
aguinn é.
28. Oir is ann san mhairmid, agus
corruighemid, agus atámaoid: do réir
mar a dubhradar cuid dá bhur bhfileadh-
aibhsi; óir is dá chinéulsan fós sinn.
29. Ar a nadhbharsin ar mbeith dhúinn
*Isai. 40. 18. do chinéul Dé, * ni cóir dhúinn a bhreathnu-
ghadh gur cosmhuil an diaghachd ré hór,
ná ré hairged, ná ré cloich ar na grabh-
áil lé healadhain nó lé hinntleacht daonda.
30. Uime sin ar léigean aimsera
a nainbhfeasa thairis do Dhia, do beir sé
a nois fuagra do nuile dhuine ann gach
ionad aithreachus do dhéunamh.
31. Ar a nadhbhar gur órduigh sé
lá an a mbéura sé breath chomthrom ar a
tsaoghal, tresan bhfear údh do órduigh
sé: [agus] mar dhearbhadh ar so do nui-
le dhuine, do thóg sé suas ó mharbhuibh é.
32. As an tan do chualadarsan
eiséirghe na marbh, do rinneadar cuid di-
obh fonamhad, as a dubhradar cuid eile,
éisdfeam riot a ris dá thaobh so.
33. Agus as mar sin do imthigh
Pól amach as a lár.
34. As cuid aca ag cengal ris,
do chreideadar: eidir a raibh Dionisius
Areopagita, 7 bean dár bainm Damaris,
7 dream eile maille riu.

Caib. 18.

Tar éis so ar bhfagbháil ca-
thrach na hAithne do Phól,
táinic sé go Corinthus.
2. Agus fuair sé Iú-
daidhe áirighe ann sin dár bainm * Acu-
*Rom. 16. 3. las noch rugadh a bPontus, táinic go
déigheanach ó Nedáille, é féin agus a
bhean Priscilla, (ar a nadhbhar gur ai-
thin Claudius do na Iúdhuidhibh uile imthecht
as a Róimh) [agus] do chuaidh sé dá ndi-
onsuighe.
3. Agus do bhrigh go raibh sé dhóm-
cheird riu, dfan sé na bhfochair, agus do
bhí sé ag obair: óir a sé bá ceird dóibh
pailliuin do dhéunamh.
4. Agus do niodh sé dioshbóireacht sa
tsionagóig gach éun lá sábbóide, ionnus
gur tarruing sé na Iúdhuidhe agus na
Gréugaigh, ar a sdaid féin.
5. Agus mar táinic Silas agus
Timotéus ó Mhacedónia, do las Pól
ann a sbiorad, ag déunamh fiadhnaise do na
Iúdhuidhibh gur bé Iósa an Críosd.
6. Agus an tráth do chuireadarsan
na aghaidh, agus do labhradar blasphéime,
* ar gcrothadh a éudaigh dhóibh do dub-
*Math. 10. 14. hairt sé riu; [bíodh] bhur bhfuil ar bhur
gceann féin: atáimsi glan, ó so suas
racham mé chum na gcineadhach.
7. Agus ar nimthecht dhó as sin, do
chuaidh sé go tigh dhuine áirighe dár bainm
Iustus, duine é a raibh eagla Dé, agus
agá raibh a thigh láimh ris a tsionagóig.
8. * Agus do chreid Crispus uas-
*1 Cor. 1. 14. arán na sinagóige, maille ré na uile a
thighe uile ann sa tighearna: agus mórán
do na Corinthianachaibh ag éisdecht ris
do chreideadar, agus do baisdeadh iad.
9. Agus a dubhairt an tighearna sa
noidhche a dtaidhbhsi ré Pól; na bíodh
eagla ort, as labhair, agus na bí ad
thosd:
10. Oir atáimsi maille riot, agus
ni thiocfa duine ar bith ort do dhéunamh
uilc ort: óir atá pobal mór agamsa
ann sa chathraigh so.
11. Agus dfan seisean bliadhain

agus sé mí, ag teagasg bhréithre Dé
na measg.
12. Agus an tráth do bhí Gallio
na uachtarán a Nachaia, do éirgheadar
na Iudaighe d'aontoil a naghaidh Phóil,
agus rugadar go cathaoir an bhreitheamh-
nais é,
13. Ag rádh, táirrngidh an fear so
lé na briathraibh na daoine, chum Dé onó-
rughadh a naghaidh an dlighe.
14. Agus an tan do shaoil Pól
a bheul dosgladh, a dubhairt Gallio ris
na Iudaighibh; dá madh éagcóir ar bith nó
droch ghníomh é, budh cóir go niomchórainn
libh.
15. Gidheadh más a dtimcheall briathar
agus anmann agus bhur ndlighe atá bhur
gceisd, féuchaidh féin dó: óir ni háill
leamsa beith am bhreitheamh ar a leitheid
sin do neithibh.
16. Agus do chuir sé ón chathaoir
bhreitheamhnais iad.
17. Ann sin ar mbreith do na Gréu-
gachaibh uile ar Shosthenes uachtarán na
sinagóige, do ghabhadar air a bhfiadhnaisi
cathaoireach an bhreitheamhnais: as nior
chuir Gallio suim a ni ar bith do na nei-
thibhsin.
18. Ar ttar éis Pól fuireach fós mó-
rán do laethibh, do ghlac sé a chead ag na
bráithribh, agus do chuaidh sé a luing go
Siria, agus do chuaidh Priscilla agus
Acilas leis, tar éis a chinn do bhearradh
dó a gCenchreis: óir do bhí móidgeallaidh
air.
19. Agus táinic sé go Hephesus,
agus dfág sé ann sin iad, gidheadh do
chuaidh sé féin a steach don tsinagóig,
agus do thagair sé ris na Iudaighibh.
20. Agus an tan diarradar air
fuireach na bfochair ni as faide, níor thoin-
taigh seisean.
21. As dfág beannacht aca, ag rádh;
is éigin dámhsa go deimhin an tsollo-
mhain so chugainn do dhéunamh a Niarusa-
* 1 Cor. 4. lém: * as más toil lé Dia é, fillfidh
15. Seum. mé chugaibhsi arís. Agus do sheol sé ó
4. 15. Ephesus.
22. Agus ar ndul dó síos go
Sesárea, do chuaidh sé suas agus ar
mbeannughadh do neaglais dó, do chuaidh sé
síos go Hantiochia.
23. Agus ar bhfanmhain dó ar feadh
tamaill, do imthigh sé roimhe, agus do
siubhail sé a nordughadh ar feadh chríche
na Galatia, agus Phrigia, ag neartu-
ghadh na ndeisciobal uile.
24. * Agus táinig Iudaighe áirighe *1 Cor. 1.
go Hephesus dár bainm Apollos, ru- 11.
gadh a Nalexándria, fear deaghlabhartha
do bhí cumhachtach ann sna sgriobtuiribh.
25. Do bhí an fear so ar na theagasg
a slighe an tighearna, agus ar mbeith
dó ar fiuchadh sa spiorad, do labhair,
agus do theagaisg sé go dícheallach
neithe a dtimcheall an tighearna, agus
gan deolus aige as baisdeadh Eóin
amháin.
26. Agus do thionnsgain sé labhairt
go dána ann sa tsinagóig. Agus an
tráth do chualaidh Acilas agus Pri-
scilla é, rugadar leó chuca féin é, a-
gus dfoillsigheadar slighe an tighearna
dó ni as diongmhála.
27. Agus an tan do báil leis dul
go Hacáia, do sgriobhadar na bráith-
re chum na ndeisciobal, dá mbrostughadh
air eision do ghabháil chuca: agus ar
dteacht dó [ann sin,] tug sé furtacht mór
don lion do chreid tré ghrásaibh.
28. Óir do rinne sé díosbóireacht mór
saoitheach a bhfiadhnaisi an phobail ris na
Iudaighibh, dá foillsiughadh as na sgri-
obtuiribh gur bé Iosa an Criosd.

---

## CAIB. 19.

Agus tárla a núair do bhí A-
pollos a gCorintus, gur
siubhail Pól tres na ran-
naibh uachtaracha, agus go
dtáinic sé go Hephesus:
agus ar bhfaghail deisciobal áirighe
dó,
2. A dubhairt sé riu; nar ghabhabhair
an spiorad naomh ó chreideabhair? agus a
dubhradarsan ris; ni chualamar a
noireadh sin féin go bhfuil spiorad naomh
ann.

3. Agus

3. Agus a dubhairt seision riu; maseadh créd ann ar baisdeadh sibh? agus a dubhradarsan, a mbaisdeadh Eóin.

4. Agus a dubhairt Pól; go deimhin do * baisd Eóin lé baisdeadh na haithrighe, ag rádh ris an bpobal, creideamhain sa té do thiocfadh na dhiaigh féin, eadhon a Níosa Criosd.

*Math. 3. 11.

5. Agus ar na chlos so dóibhsion, do ghabhadar baisdeadh chuca a nainm an tighearna Iósa.

6. Agus ar gcur a lámh do Phól orrtha, táinic an spiorad naomh orrtha, agus do labhradar lé teangthaibh, agus do rinneadar fáidheadóireacht.

7. Agus do bhádar uile a dtimcheall dá fhear dhéug.

8. Agus ar ndul dósan a steach don tsinagóig, do labhair sé go dána, ar feadh trí mios ag díosbóireacht, agus ag cruthadh na neitheann bheanus ré ríoghacht Dé.

9. Agus an tráth do chruaidheadar dream aca, agus nach ccreidfidís, ach go labhraidís go holc ar a tslighe sin a bfiadhnaisi an pobail, do imthigh Pól uatha, agus do dhealaigh sé na deisciobail, agus do bhiodh sé ag díosbóireacht gach éunlá a sgoil duine áiridhe [dár bainm] Tiránnus.

10. Agus do bhí so dá bhliadhain ar feadh dá bhliadhan: a gcruth go gcualadar a raibh ann sa Násia uile, eidir Iúdhuidhe agus Ghréugach, briathar an tighearna Iósa.

11. Agus as mór na míorbhuile do rinne Dia tré lámhaibh Phóil.

12. A gcruth go mbeirtí ó na chorp, éudaighe lámh nó cinn, chum na ndaoine dtinn, agus go sgaradh a neaslainte riu, agus go nimthighdís droch-spioraide asda.

13. Agus dream áiridhe do na Iúdhuidhibh do bhiodh ag siobal ó áit go háit ag cur spiorad fá gheasaibh, do chuireadar rompa ainm an tighearna Iósa do ghairm ós cionn na ndaoine ann a mbiodh droch-spiorada, ag rádh; curmid fá gheasaibh sibh tré Iósa do ní Pól a seanmóir.

14. Agus do bhádar móirseisear mac ag Iúdaighe áiridhe [dár bainm] Sceua uasarán na sagart, noch do níodh so.

15. As ar bhfreagra don droch-spiorad, a dubhairt sé riu; atá eolus ar Iósa agam, agus as aithne dam Pól: gidheadh cia sibhsi?

16. Agus do sáith an duine ann a raibh an droch-spiorad orrtha, agus ar na gclaoi dó do bhuaidhigh sé orrtha; a gcruth gur theitheadar créuchtach lomnochd as an dtigh sin.

17. Agus fuaradar na Iúdhuidhe agus na Gréugaigh uile do áitrigh a Nephesus a sgéula so: agus do ghabh eagla iad uile. Agus do hoirrdheargadh ainm an tighearna Iósa.

18. Agus tangadar mórán don muinntir do chreid, ag admháil, agus ag innisin a ngníomhartha féin.

19. Agus fós mórán don mhuinntir do ghnáthaigheadh droch-ealadhna, tugadar a leabhair leó, agus do dhóigheadar a bfiadhnaisi cháich uile iad: agus do chomáireamhadar a luach, agus fuaradar é na deich míle agus dá fhichead [píosa] airgid.

20. Do fás briathar Dé, agus rug sí buaidh chomláidir sin.

21. Agus ar gcríochnughadh na neitheadsa, do chuir Pól roimhe ann intinn tar éis dul tré Mhacedónia agus Achaia dó, dul go Hiarusalém, ag rádh; tar éis mé beith ann sin, as éigin dam an Róimh fhéicsin.

22. Agus ar gcur deisi don mhuinntir do bhiodh ag minisdrálas dó, [eadhon] Timotéus agus Erastus don Mhacedónia, do fan sé féin sa Násia ar feadh tamaill.

23. Agus fá namsin do éirigh trioblóid nár bheag a dtimchell slighe [an tighearna.]

24. Oir do bhí ceard óir áiridhe dár bainm Demétrius, do níodh teampaill óir do Dhiána, [agus] fuair fábáltus nar bheag don lucht céirde.

25. Ar gcruinniughadh dósan a raibh ré na leitheid sin do cheird, a dubhairt sé

sé riu: a ḋaoine, atá a ḟios agaiḃ
gur leis an gceirdsi do ġeibmidne
ar socar,
26. Agus do ċiti, agus do ċluinti
gur ḟill an Pólsa lé na ḃriaṫraiḃ
pobal mór, ni hé amáin a Nephesus aċt
fós beag naċ sa Násia uile, ag ráḋ;
naċ Dée iad do niṫear lé lámaiḃ.
27. Agus ni hi ar gceird amáin
as guais dúinn do ṫeaċt cum masla, aċt
fós teampall na Bandée móire Diána
do dul a dtarcuisne, agus go dtioc-
faḋ cum criċe go gcuirfi ar gcúl a
morḋaṫsa, noċ onóraiġeas a Násia,
agus an doman mór uile.
28. Agus ar na ċlos so ḋóiḃsion,
do lionaḋ iad dfeirg, agus do ġái-
readar ag ráḋ; [is] mór Diána na
Nephésiánaċ.
29. Agus do bi an ċaṫair uile ar
na lionaḋ do buaiḋreaḋ, agus do tio-
máineadar deuntoil go háit ċruinniġṫe
an pobail, agus rugadar ar Ghaius,
agus ar Aristarcus Macedónaiġ,
comaisdiriġe Phóil.
30. Agus ar na santuġaḋ do
Phól dul a steaċ a measg an poboil,
nior leigeadar na deisciobail dó.
31. Agus mar an gcéadna do ċui-
readar cuid áiriġe dúasaranaiḃ na Há-
sia do bi na gcáirdiḃ aige tesa ċui-
ge, dá iarraiḋ air gan dul go háit
ċruinniġṫe an poboil.
32. Uime sin do éiġ cuid diob an
nisi, agus cuid ni eile: óir do bi an
coimṫionól buaiḋearṫa, agus ni raiḃ a
ḟios ag an gcuid ba mó diob, créd é
an taḋbar fá a dtangadar a gceann a
ċéile.
33. Agus rugadar amaċ riu as
a tsluaġ Alexannder, noċ do ṫiomáin-
eadar na Iúdaiġe rompa. Agus ar
sméideaḋ Dhalexannder lé na láim ag
iarraiḋ éisdeasa, dob áill leis an taḋ-
bar diṁsin don pobal.
34. Agus an tan do aiṫniġeadar
gur Iúdaiġe é, do ṫógḃadar uile gáir,
ag éiġme a dtimċeall dá uair, is mór
Diána na Nephésiánaċ.
35. Ann sin do ċiunaiḋ an cléireaċ
an pobal, ag ráḋ; a luċt Ephesus,
cia an duine ag naċ bfuil a ḟios go no-
nóraiġeann caṫair na Nephésiánaċ ann
bhandiá mór Diána, agus a ni ṫáinic
a núas ó Iubiter?
36. Ar a naḋbarsin ó naċ bféu-
dann duine ar biṫ cur na aguiḋ so, is
cóir diḃsi suaimneas do ḋeunaṁ, agus
gan ċinni ḋeunaṁ go hoḃann.
37. Oir tugabhair na daoinesi liḃ,
naċ ar ġoid ċoinni as na heaglaisiḃ,
agus náċ dtug aiṫis do bur mbandia.
38. Ar a naḋbarsin má atá aḋbar
ag Deméṫrius agus ag luċt a ċeirde
atá na ḟoċair ar duine ar biṫ, atá an
ċuirt ar bun, agus atáid na huasa-
ráin ann; éiliġidis féin a ċéile:
39. As má atá bur gceird fá
aḋburaiḃ eile, réiḋfidhear í a gcoimṫi-
nól dliseanaċ.
40. Oir atámaoid a ngábaḋ go
néileoċtar sinn a cceannairce, ar son an
laoi a niuġ, óir ni bfuil aḋbar ar biṫ
ann a bféudmaoid reusún do ṫaḃairt ar
son an ċruinniġṫesi. Agus an tan a
duḃairt sé so, do ċuir sé an coiṁṫionól
air siubal.

## CAIB. 20.

AGus tar éis na ceannairce
do ċosg, do ġoir Pól na
deisciobail ċuige, agus air
ngabáil a ċeada riu, do
ṫriall sé dul uata go Macedónia.
2. Agus ar ndul tréas na crioċ-
aiḃsin dó, agus ar na dteagusg lé
hiomad briaṫar, ṫáinic sé don Ghréig.
3. Agus ar mbeiṫ dó tri mí [ann
sin,] ar gcur luiġeacáin do na Iúdai-
ġiḃ air, mar do bi fúoi dul a luing go
Siria, do ċuir sé roimé filleaḋ tar a
ais go Macedónia.
4. Agus do ċuaiḋ ris na ċuideasa
gus a Násia, Sópater ó Bhereá: a-
gus do luċt Tessalónica, Aristar-
chus agus Secundus, agus Gaius ó
[ċaṫruiġ na] Deirbe, agus Timoteus:
agus

agus do Lucas na Hásia, Tichicus agus
Trophimus:
5. Do imṫiġeadar so roimainn, agus
d'fanadar rinn a dTróas:
6. Aċt do ċuamne a luing ó Phi-
lippi tar éis laete a naráin gan labin,
agus tangamar ċucasan go Tróas
a gcionn ċúig lá, agus d'fanamar ann sin
ar feaḋ seaċtmaine.
7. Agus an céud lá don tseaċtmain
ar gcruinniuġaḋ do na deisciobluiḃ a
*Caib. 2. 46. gcenn a ċéile, *do ḃriseaḋ aráin, do ḃríġ
go raiḃ fá Phól imṫeaċt uata lá ar
na ṁáraċ, do rinne sé seanmóir go meaḋ-
ón oiḋċe.
8. Agus do ḃádar mórán lócrann
a seómra árd ann ar ċruinniġeadar a
gcenn a ċéile.
9. Agus do suiḋ ógánaċ áiriġe
dár bainm Eutichus ar fuinneóig air
dtuitim na ċodlaḋ go trom, agus ar
mbeiṫ do Phól a bfad ag déunaṁ
seanmóra, agus na sáruġaḋ tré ċodlaḋ do
ṫuit sé síos ón tres lota, agus do
tógbaḋ súas marḃ é.
10. Agus ar ndul do Phól síos,
do luiġ sé air, agus ar na fásgaḋ rís
dó, a duḃairt sé, na bíoḋ buaiḋreaḋ ar
biṫ oruiḃ: óir atá a anum ann.
11. Agus ar ndul dó Phól súas,
do ḃris sé arán, agus a duaiḋ sé, a-
gus do rinne sé comráḋ fada go dtái-
nic máidin, d'imṫiġ sé ann sin.
12. Agus tugadarsan an tógá-
naċ leó na ḃeaṫaiḋ, agus níor beag a
ngáirdeaċus.
13. Aċt ar ndul a luing dúinne do
seólamar go Hassos, ar ċor go mbé-
uramais Pól linn as. Óir is mar sin
d'órduiġ sé é, ċum go nimṫeoċaḋ sé
féin da ċois.
14. Agus a núair ṫárla sé oruinn a
Nassos, ar na ḃreiṫ linn dúinn tanga-
mar go Mitilene.
15. Agus ag seólaḋ dúinn as sin,
tangamar lá ar na ṁáraċ as coimair
Chios, agus an lá na diaiġ tangamar
a dtír a Sámos, agus d'fanamar a
dTrogillium, agus tangamar lá ar
na ṁáraċ go Miletum.

16. Óir do ċinn Pól roimhe seólaḋ
ré taoḃ Ephesus, d'eagla go gcuirfiḋe
moill air biṫ air ann sa Násia. Óir do
ḃí deiṫfir air ċum da maḋ éidir dó é, go
mbiaḋ sé a Niarusalém fá ċingcis.
17. Agus ag cur fesa uaḋa ó
Mhiletum go Hephesus, do ġoir sé
sinsir na heaglaisi.
18. Agus mar ṫangadar ċuige, a
duḃairt sé riu, atá a fios agaiḃsi ci-
onnus do ḃí misi bur bfoċair ann gaċ
uile aimsir, ón ċéud lá ṫáinic mé do
Násia,
19. Ag déunaṁ seirbhísi don Ti-
ġearna maille ré gaċ uile umlas intinne,
agus maille ré morán déur agus ca-
ṫaiġe, noċ do éiriġ dam do ḃríġ ceil-
ge na Niúdaiġeaḋ:
20. Agus nár ċongaim mé ní ar
biṫ go folaiġṫeaċ dár fogain, gan a
foillsiuġaḋ díḃ, agus gan bur dteag-
asg go poiblíḋe, agus ó ṫiġ go tiġ.
21. Ag déunaṁ fiaḋnuisi do na
Iúdaiġiḃ agus do na Ġréugaċaiḃ, fá
filleaḋ ċum Dé a naiṫriġe agus a
gcreideaṁ ar dTiġearna Íosa Criosd.
22. Agus féuċ a nois, atáim ag
dul go Hiarusalém ceangailte a sprio-
rad, gan a fios agum créd ṫeigéu-
mus dam ann:
23. Aċt amáin go ndéunann an sprio-
rad nom fiaḋnaisi ann gaċ uile ċaṫraiġ
dam, ag ráḋ, go bfuilid geimleaċa a-
gus mioṡuáimneas ag fuireaċ leam.
24. Aċt ní bfuil cás agam a néinniḋ
agus ní bfuil cion agam ar manum
féin, aċt do dtí díom mo ṫuras agus
an miniosdráleaċt fuair mé ón dTiġear-
na Íosa do ċoimlionaḋ maille ré gáir-
deaċus, ré fiaḋnuise déunaṁ do sois-
géul grás Dé.
25. Agus féuċ a nois, atá a fios
agam naċ bfaicfiḋ éunduine agaiḃsi,
air ar siobail mé ag seanmóir rioġaċta
Dé, maġaḋ ó so amaċ.
26. Air a naoḃarsin cuirim a fiaḋ-
nuisi oruiḃse a niuġ, go bfuilim glan
ó ḟuil na nuile dáoine.
27. Óir níor seaċain mé gan coim-
airle Dé foillsiuġaḋ díḃ go hiomlán.
28. Air

28. Ar a naḋbharsin tabhraidh bhur naire dhíbh féin, agus don tréud uile ar a ndearna an spiorad naomh easbuig dhíbh, do bheathughaḋ eagluise Dé, noch do cheannaigh sé lé na fhuil féin.

29. Oir atá a ḟios so agamsa, tar éis misi imtheacht go dtiocfuid madruiḋ allta ġéura bhur measg, nach coigeóla an tréd.

30. Agus fós éireóchuid dhaoine dhíbh féin, noch laibheórus neithe saobha, chum deisciobal do ṫarruing na ndiaiġ.

31. Ar a naḋbharsin déunaiḋ faire, agus cuimnigiḋ nár sguir misi ar feaḋ ṫrí mbliaḋan, ag teagusg gach aoin dhíbh do ló agus doiḋche maille ré déuraibh.

32. Agus a nois, a bhráithreacha cuirim sibh ar cumaircce Dé agus bhriaṫar a ġrás, noch féudas bhur dtógbháil suas, agus oiġreacht do ṫabhairt dhíbh a bhfochair na nuile naomh.

1 Cor.4.12. 33. Níor santaiġ mé airgead ná ór
1 Tessal. 2. ná éudach duine ar biṫ.
9. 2 Tessal. 34. Is aithne dhíbhsi féin, * gur ab
3. 8. iad na lámasa do ḟoláthair dhamh gach ní dá raibh na riachtanus orum féin, agus ar a raibh am ḟochair.

35. Do ḟoillsiġ mé dhíbh ann sna huile neithibh, gur ab ag saoṫrughaḋ mar so is cóir dhaoibh cungnaṁ leis na hanbhfannaibh, agus briathra an tiġearna Íosa do ċuimniughaḋ, mar a dubhairt sé; is mó as beannaiġe ní do ṫabhairt, ná do ġlacaḋ.

36. Agus an tan a dubhairt sé na briaṫrasa, agá léigean féin ar a ġlúinibh, do rinne sé urnaiġe maille riusan uile.

37. Ann sin do ġuileadar uile go mór, agus ag luiġe ar muinéul Phóil, do ṗógadar é:

38. Ag dénaṁ tuirse go rómhór fán mbréithir a dubhairt sé; nách bhfaicfidís a aġaiḋ ó sin suas: agus do ċuadar leis gus an luing.

CAIB. 21.

Agus tárla ar ndealughaḋ riusan dúinn, gur ṡeólamar romhainn, agus tangamar go dírech go Cóos, agus lá ar na ṁárach go Rhódus, agus as sin go Patara.

2. Agus ar bhfaġáil luinge dúinn ann sin, do bhí ag triall go Phenice, do ċuamar innte, agus do ṡeólamar roṁainn.

3. Agus ar dtecht a radharc Chiprus, agus ar na ḟagbháil air ar láiṁ ċlí dúinn, do ṡeólamar go Siria, agus tangamar as sin go Tírus: óir as ann sin bá mián leis an luing a ‖ lasd do ‖Nó ualach
ċur amach.

4. Agus ar bhfaġáil deisciobal ann sin dúinn, dfanamair seaċtṁuin ann: agus dubhradar ré Pól tré an spiorad, gan dul suas go Hierusalém.

5. Agus ar gcrioċnughaḋ na laeṫeaḋ sin, do ṫriallamar romhainn; agus tangadársan uile, agus a mná, agus a gclann ar gcomdeaġ as an gcaṫraiġ amach: agus do leigeamar air ar nglúinibh sinn ar an dtráiġ agus do rinneamar urnuiġe.

6. Agus tar éis a ċéile do ṗógaḋ dúinn, do ċuamar sa luing: agus dfilleadarsan dá dtiġṫibh féin.

7. Agus ar gcrioċnughaḋ ar loingseóireachta dúinn, tangamar ó Thírus go Ptolemáis: agus ar mbeannughaḋ do na bráiṫribh dúinn, dfanamar lá na bhfoċair.

8. Agus lá ar na ṁárach ar nimṫeacht dúinn, tangamar go Sesárea: agus ar ndul a steach dúinn go tiġ Philib suibhisgéil (noch do bhí don * móir- * Caib.6.5.
ṡeisear) dfanamar aige.

9. Agus do bhádar ceaṫrar maiġdean dingeanuibh aigesion, noch do níoḋ fáiḋeadóireacht.

10. Agus ag fuireach dúinne morán do láeṫibh, táinic fáiḋ áiriġe ó ṫír Iúdaiġe dár bainm Agabus:

11. Agus ar dtecht ċugainne dhó, do ġlac

ġlac sé crios Phóil, agus ag cengal a láma agus a ċosa féin, a dubairt sé; mar so a deir an spiorad naomh, is ar an gcorp-sa ċeingeólaid na Iúdaiġe an té lér leis an crios so a Niarusalém, agus do ḃéuraid siad a lám na gcineadhaċ é.

12. Agus an tan do ċualamar na neiṫesi, diarramar féin agus lucht na háite sin é, gan dul suas go Hiarusalém.

13. Do freagair Pól an sin; créd do beir sibhsi ag gul, agus ag brisead mo ċroidesi? óir atáimsi ullam, ní cum beiṫ ceangailte amáin, acht mar an ccéudna cum báis dfulang a Niarusalém, ar son anma an tiġerna Iósa.

14. Agus an tan nar gab sé comairle, do sguireamar, ag rád; dentar toil an tiġerna.

15. Agus tar éis na laeṫeadhsa, ar mbeiṫ ullam dúinn, do ċuamar suas go Hiarusalém.

16, Agus tangadar cuid do na deisciobluiḃ linn ó Shesárea, agus tugadar seindeisciobal áiriġe leó dar bainm Masson do rugad a Cipprus, agá mbeimis ar órda.

17. Agus ar dteaċt go Hiarusalém dúinn, do gabadar na bráiṫre ċuca sin go luaṫgáireaċ.

18. Agus lá ar na máraċ do ċuaid Pól maille rinne a steaċ mar a raib Séumus, agus do ċruinniġeadar na sinnsir uile ann sin.

19. Agus ar mbeannugad dóib do Phól, dinnis sé a ndiáiġ a ċéile, créd do rinne Dia tré na seirbis féin a measg na gcineadhaċ.

20. Agus ar na ċlos so dóibsion tugadar glóir don tiġerna, agus a dubradar ris; do ċí tusa a bráṫair gá méud míle do na Iúdaiḃ táinic cum creidim; agus atáid uile lán do grád an reachta.

21. Agus do ċualadar ortsa, go dteagasgann tú do gaċ uile Iúdaiġe dá bfuil a measg na gcineadhaċ Maóisi do ṫréigen, agus go nabrann tú naċ cóir dóib a mic do timċellgearrad, na siubal do réir an gnáṫuiġe.

22. Ar a nadbarsin créd [dóntar?] gan amarus as éigin don pobal cruinniugad a gceann a ċéile: óir cluinfid siad go dtáinic tusa.

23. Ar a nadbarsin déuna an nisi a deirmid ne riot: atáid ceaṫrar fear aguinne, agá a bfuil móid:

24. Beir iad so leat, agus glantar tú maille riu, agus caiṫ leó * ionnus go mbearrfaidís a gcinn, agus aiṫeónaid gaċ uile duine naċ bfuil éinfeaċt ann ar ċuirid ort, act go siobalann tú féin ag coiméud an reachta. * Uibhre 6. 18. Caib. 18. 18.

25. Ar a dtaob ar ċreid do na cineadhaċuib * do sgriobamne, agus dórdaigeamar dóib gan a leiṫéid sin do ghnáthughadh, acht amáin iad féin do coiméd ó gaċ ní iodbartar diodaluiḃ, agus ó fuil, agus ó neiṫib taċtuiġe, agus ó sdriopaċas. * Caib. 15. 20.

26. Ann sin rug Pól na fir leis, agus ar na máraċ ar na glanad maille riu do ċuaid sé don tempoll,* ag foillsiugad coimlíonta laeṫead an glanta sin, nó go dtugtaoi ofráil ar son gaċ aondhuine aca. * Uibhre 6. 13.

27. Agus tar éis na seaċt lá sin do ċoimlíonad acht beag, do ċunncadar na Iúdaiġe ó Ásia eisean ann sa tempoll, agus do bogadar an pobal uile, agus ċuireadar lama ann san.

28. Ag éigme, cobair a ċlanna Israél: a sé so an fear teagaisgeas an gaċ uile áit a nagaid an pobuil, agus an reachta, agus na háitesi: agus tuilleadh eile fós tug sé Gréugaiġ a steaċ don tempoll, agus do salaig sé a nait naomṫasa.

29. (Oir do ċunncadar Trophimus Ephesiánach na ḟoċairsean sa ċaṫraiġ roime sin, noċ do saoileadar go dtug Pól cum a tempaill é.

30. Uime sin do buaidreadh an ċaṫair uile, agus do riṫ an pobal a gceann a ċéile: agus ar mbreiṫ air Phól dóib do tarrngeadar amaċ as a tempoll é: agus ar an mball do hiadad na doirsi.

31. Agus an tan do bhrethnaigheadar a mharbhadh, táinic sgéula

go hárdchaiptín an bhanda, go raibh
Iarusalém uile ar na buáidhreadh:
32. Agus ar an mball rug seisean
saighdiuiridhe agus caiptinidhe leis, a-
gus do rith sé ċuca san. Agus an
tan do ċunncadarsan an túarasdál a-
gus na saighdiuiri, do sguireadar do
ghabáil ar Phól.
33. Ann sin ar ndruid ris do núar-
asdál, rug sé air, agus daithin sé a
ċengal lé dá slabradh: agus dfi-
afruidh sé cia hé, agus créd do rinne
sé.
34. Agus do éigh cuid mar so, a-
gus cuid mar súd a measg an pobail:
agus mar nár bhéidir leision deimhin
sgéul dfagháil do bhrigh na buáidhearta,
daithin sé eisean do breith don ċais-
léun.
35. Agus tárla ar dtecht do Phól
ċum a sdaighre, gur iomċradar na
saighdiuiridhe é air son foiréigin an po-
bail.
36. Oir do len mórán don pobal é,
ag éigme; beir uainn é.
37. Agus an tráth do bí Pól dá
breith a stech don ċaisléun, a dubhairt
sé ris an túarasdál; an cedaighech dam
ní labhairt riot? agus a dubhairt sei-
sion, an labrann tú Gréigis?
* Caib. 5. 36. 38. * An né nach tusa an tÉigip-
tech do thóg ceannairce mór roimhe so,
agus do threóraigh ceithre míle fer do
luċt fionghoile leis ar an bfásach?
39. Agus a dubhairt Pól; gan ama-
rus as Iúdaighe misi, ó ċathraigh ro
oirdeirc Tharsus na Cilicia: agus
guidhim thusa fulaing dam labhairt ris
an bpobal.
40. Agus an tan tug sé ced dó:
ar seasamh do Phól ar a sdaighre, do
smeid sé lé na láimh ar an bpobal, ag
iarraidh éisdeachta: agus ar ndénam
ciunuis móir dóibh, do labhair sé sa
tenghaidh Ebhra riu, ag rádh;

# CAIB. 22.



Dhaoine, a bhráithreacha, agus
a aithre, éisdigh a nois rém
fhreagradh dhóibh.
2. (Agus an tan do
ċualadar gur sa tengaidh
Ebhra do labhair sé riu, as móide do
rinnedar ciunus é. Agus a dubhairt
seisean,)
3. * As Iúdaighe misi gan amarus, * Caib. 21. 39.
rugadh a dTarsus na Cilicia, gidheadh
ar ann sa ċathraigh si ag cosaibh Gha-
máliel do hoileadh mé, agus do múineadh
go dionghmála a ndlighe ar naithreadh
mé, agus do bí mé ar lasadh go grádh
Dé, amail agus atathaoisi uile a niu.
4. * Agus do bí mé ag géirlen- * Caib. 8. 3.
mhain na slighe so gus an mbás, ag
cengal fer agus ban, agus dá dtar-
raing ċum prisúin.
5. Mar do ní uarasdál na sagart
fós fiadhnuisi dam, agus na sinnsir
uile, ó bfuair mé leitreacha mar an
gcéudna ċum na mbráthar ré dul go
Damascus, ar ċor go dtiubhrainn lem
cengailte go hIarusalém an muinntir
do bí ann sin, dfagháil pianaidhe:
6. Agus tárla dam ar mo turas,
ar ndruidim dam go gar do Dhamas-
cus, timċell meadhóin laoi, gur dhealraigh
solus mór ó neimh go hobann am tim-
ċell.
7. Agus do thuit mé ar talamh, a-
gus do ċualaidh mé guth dá rádh rium;
a Sháuil, a Sháuil, créd fá ngéirlenann
tú mé?
8. Agus do fhreagair misi; cia tú
féin, a Tighearna? agus a dubhairt sei-
sean rium; as misi Iósa Nasardha ar
a bfuil tusa ag géirleanmhain.
9. Agus na daoine do bí am fochair,
do ċunncadar an solas go deimhin, a-
gus do ghab egla iad, gidheadh ní ċuala-
dar guth an té do labhair rium.
10. Agus a dubhairt mé, créd do
dhéuna mé, a Tighearna? agus a dubhairt
an Tighearna rium; éirigh, agus imthigh
go Damascus: agus inneósdar duit

ann sin, gach uile ni dár hórduigheadh dhuit do dhéanamh.

11. Agus mar nach raibh amharc a-gam tré ghlóir na soillsi sin, do thre-oruigheadar mo lucht éintsliġeaḋ ar láimh mé, nó go dtáinic mé go Damascus.

12. Agus táinic óglach áiriġe [dár bhainm] Ananias chugam, duine diadha do réir an dlighidh, air raibh teisd mhaith ag gach uile Iúduiġe dár áitiġ ann sin.

13. Agus ar seasamh dó láimh rium, a dubhairt sé; a Sháuil a bhráthair, gabh chugad do radharc. Agus ar a uair sin féin dféuch mé ghrion.

14. Agus a dubhairt sé; do thogh Dia ar naithreachne roimh láimh tusa, chum a thola féin daithniughadh, agus an nech cointhrom do dfaicsin, agus glór a chluinsden as a bhéul.

15. Oir biaḋ tú ad fhiaḋnuisi aige a láthair na nuile dhaoine, ar na neithibh do chunnairc agus do chuala tú.

16. Agus a nois créd do beir ag déanamh moille thú? éiriġ, gabh baisdeadh chugad, agus bi ar do ghlanadh ód pheacaḋaibh, ar ngairm ar ainm an tiġerna.

17. Agus tárla an tan do fhill mé go Hiarusalém, agus do rinne mé urnaiġe ann sa teampoll, go ndeachaidh mé a néull,

18. Agus do chunnairc mé eisean dá rádh rium; déuna deithbhir, agus imthiġ go tapuiḋ as Iárusalém, óir ni ghéubhuid siad chuca thfiaḋnuisi am thimchellsa.

19. Agus a dubhairt misi; a thiġerna, as aithne dóibhsean go gcuirinnsi a bpriosún an lión do chreideadh ionnadsa, agus go ngabhainn oirrtha ann gach uile sinagóg.

* Caib. 7. 58.

20. * Agus a nuair do dóirteadh fuil do mhairtir Stephán, do bhi misi a láthair: agus dtoiltiġ mé chum a mharbhtha, agus do choiméud mé éudaiġe na muintire do mharbh é.

21. Agus a dubhairt seisean rium; imthiġ romhad: óir cuirfid misi a gcéin thú, chum na gcinedhach.

22. Agus déisdeadarsan ris gur an bhfocalsin: as [ann sin] do thógbha-dar a nguth ós áird, ag rádh; beir uáinn don talamh a leithéid so do dhuine, óir ni cóir a bheith na bheathaidh.

23. Agus an tan do éighmeadar, agus do theilgeadar a néuduiġe díobh, agus do theilgeadar luáithreadh sa naiér,

24. Do aithin an túasarán eisean do bhreith don chaisléun, agus a dubhairt sé fios sgéul do buáin lé sgiursaibh de: do chum go mbeith a fhios aige créd é an tadhbhar fár éighmeadar mar sin na aghaidh.

25. Agus mar do cheangladar é lé cordaibh, a dubhairt Pól ris an gcaip-tín do sheas a láthair; an cóir dóibhsi rómhánach a sgiursadh, agus gan é ar na dhamnadh?

26. Agus ar na chlos so don chaip-tín, do chuáidh sé a gceann a núasaráin, agus dfoillsiġ sé sin dó, ag rádh; tabhair dod aire créd atá tú déunamh: óir is rómhánach an fearso.

27. Ann sin ar dteacht do núasarán chuige, a dubhairt sé ris; innis damhsa an rómhánach thú? agus a dubhairt seisean, a seadh.

28. Agus do fhreagair an túasarán; as mór an tsuim ar a bhfuáir misi saoirsi na caithreach sin. Agus a dubhairt Pól, as is ann a rugadh misi.

29. Ar a naḋbharsin an lucht do bhi ar ti a sgiursaiġe do imthiġeadar uaḋ ar an mball: agus mar an gcédna do ghabh eagla an túasarán, ar bhfaghail a fhesa gur rómhánach é, agus go dtug sé fá dhera a cheangal.

30. Agus ar na mhárach ar mbeith dó fonnmhar ar deimhin sgéul dfaghail, créd í an chúis do chuirfidis na Iúdaiġe na aghaidhsion, do sgaoil sé é ó na chuibhriġibh, agus tug sé aithne dúasaráin na sagart agus dá gcomhairle uile teacht do láthair, agus ar dtabhairt Phóil amach do chuir sé ann a bhfiaḋnuisi é.

## CAIB. 23.

AGus ar ngéirfhéuchuin do Phól ar an gcomhairle, a dubhairt sé; a dhaoine [agus] a bhráithreacha, do rinne mise seirbhís do Dhia an gach uile choinsias mhaith gus an lá a niugh.

2. As do aithin Ananias an tárdsagart do na daoinibh do sheas láimh ris, a bhualadh ar a mbéul.

3. Ann sin a dubhairt Pól ris sin; buáilfidh Dia thusa, a balla fionnaolta: an suidheann tú do dhéunamh breitheamhnuis orumsa do réir an dlighe, agus an dtabhair tú aithne mo bhualadh a naghaidh an dlighe.

4. As a dubhradar an mhuintir do sheas láimh ris; an bhfuil tú ag imdheargadh árdsagairt Dé.

5. Agus a dubhairt Pól; ní raibh a fhios agam, a bhráithreacha, gur bé an tárdsagart é: óir atá sgriobhtha, * ní abeóra tú olc ré huachtarán do phobuil.

* Exod. 22. 28.

6. Agus ar na thuigsin do Phól go raibh cuid aca na Sadducíneachaibh, agus an chuid eile na bhFairisíneachaibh, do éigh sé a láthair na comhairle; a dhaoine [agus] a bhráithreacha, * as Fairisíneach mise, mac Fhairisínigh: fá shúil do bheith agam ré heiséirghe na marbh atáim dom éilughadh.

* Philip. 3. 5.
* Caib. 24. 21.

7. Agus an tan a dubhairt sé so, do éirigh imreasan eidir na Fairisínigh agus na Sadducínigh: agus do roinneadh an coimhthionól.

8. * Oir a deirid na Sadducínigh nach bhfuil eiséirghe ann, ná aingeal, ná spiorad: as admhuighid na Fairisínigh iad so uile.

* Math 22. 23.

9. Ar a naobharsin do tógbhadh gáir mhór, agus ar néirghe do na sgriobhnóiribh do thaobh na bhFairisíneach, do chathaighedar na naghaidhsean, agus a dubhradar; ní fhaghmaoidne olc ar bith sa nóglachsa: as má labhair spiorad, nó aingeal ris, na cathaighemne a naghaidh Dé.

10. Agus an tan do éirigh ceannairce mhór [eatorra,] deagla go dtairngeóngaidís Pól as a chéile, dáithin an tuachtarán do na saighdiúiribh dul sios, agus a fhuadach as a lár, agus a bhreith don chaisléun.

11. Agus a noidhche na dhiaigh sin do sheas an tighearna láimh ris, agus a dubhairt sé; bíodh meisneach maith agad a Phóil: óir do réir mar do rinne tú fiadhnaisi am thimcheallsa a Niarusalém, as mar sin as éigean duit fiadhnaisi dhéunamh sa Róimh.

12. Agus ar néirghe don lá, do chruinnighedar dream áirighe do na Iúdaighibh a gceann a chéile, agus tugadar mionna nách ióasadís, agus nach iobhadís nó go marbhaidís Pól.

13. Agus do bhádar os cionn dá fhichead fear do rinne an coimhcheangalso ré chéile.

14. Agus ar ndul chum na nárdsagart, agus na sinnsear dóibh, a dubhradar; tugamairne móid agus mionna nách blaisfemís ní ar bith nó go marbhamaois Pól.

15. Ar a naobharsin iarraidhsi ar a nuachtarán do thoil na comhairle a thabhairt dá bhur láthair a márach, mar do bhiadh sibh ar tí fios a ghníomhartha dfhaghail ní as iomláine: agus atámaoidne ullamh chum a mharbhtha ní as tosga ná thiocfas sé chugaibhsi.

16. As an tan do chualaidh mac deirbhshethar Phóil na cealga so, táinic sé agus do chuaidh sé a stech don chaisléun, agus dinnis sé so do Phól.

17. Ann sin ar ngairm aoin do na caiptínibh chuige do Pól, a dubhairt sé: beir an tógánachsa leat chum a nuachtaráin: óir atá ní aige ré a innisin dó.

18. Agus rug an caiptín an tógánach leis chum a nuachtaráin, agus a dubhairt sé; do ghoir an priosúnach Pól chuige mé, agus diarr sé orum, an tógánach so, aga bhfuil ní do innéosadh sé duit, do thabhairt chugad.

19. Agus ar mbreith ar láimh a nógánaigh don nuachtarán, rug sé leis a

a leṫtaoiḃ é, agus dfiafruiġ sé de, créud atá agad ré a innsin damhsa?

20. Agus a dubhairt an tógánach; do ruinġedar na Iúduiġe do comhairle a iarraiḋ orrṫa, Pól do ṫabhairt amaċ a máraċ ċum an ċoimṫionóil, mar do beidis ar ti a ċeasduġa níos géire.

21. Uime sin na tabhrsi tonta dóiḃ. Oir atá ós cionn dá ficheaḋ fear díoḃ a luigeaċán air, noċ tug a mionna naċ iosaidís agus naċ iobaidís nó go marbaidís é: agus atáid siad ullaṁ a nois ag feiṫeaṁ réḋ ġeallaḋsa.

22. Agus do léig an túasarán an tógánaċ uaiḋ, ar na aiṫne de gan a fios do ṫabhairt do ḋuine ar biṫ gur foillsiġ sé na neiṫesi dó féin.

23. Agus do goir sé dá ċaiptin áiriġe ċuige, agus a dubhairt sé: ullmuiġiḋ dá ċéd saiġdiúir raċas go Sesárea, agus deiċnebar agus trí fiċiḋ marcaċ, agus da ċéud do luċt sáeṫe, ón treas uair do noiḋċe amaċ:

24. Agus mar an gcéudna ullmuiġiḋ ainmhiḋ iomċóras Pól slán ċum a árdúasaráin Félix:

25. Agus do sgríoḃ sé litir an sa bfoirmse.

26. Beaṫa agus sláinte ó Chlaudius Lisias ċum a nárdúasaráin ro oirḋeirc Félix.

27. An tan do ḃí an fearso tar éis a ġabála ag na Iúduiġiḃ, agus iad ar ti a ṁarḃṫa, táinig misi orrṫa lé sluaġ, agus an tan fuair mé sgéula gur Rómánach é, do ḃeanus díoḃ é.

28. Agus mar ḃí a ḟonn orum fios sgéul dfaġáil créd é an taḋbhar fár éiliġeadar é, tug mé amaċ ċum a gcomhairle é.

29. Do ṫuig mé gur fá ċeasdaiḃ a dtimċeall a ndliġiḋ féin do héiliuġaḋ é, agus náċ raiḃ coir báis na braiġdeanuis air biṫ air.

30. Agus an tráṫ do hinniseaḋ damhsa gur mián ris na Iúduiġiḃ luigeaċán do ċur air, do ċuir mé ar an mball ċugadsa [é,] agus a dubhairt mé fós ré luċt a éiliġṫe gaċ aḋbhar dá mbeiṫ aca air, a ċur na leiṫ ad fiaḋnuisi. Slán leat.

31. Uime sin do réir mar do haiṫniġeaḋ do na saiġdiúiriḃ, rugadar Pól leó ann sa noiḋċe go hAntipatris.

32. Agus lá ar na máraċ do léigeadar don marcsluaġ dul leis, agus dfilleadar féin don ċaisléun.

33. Agus a nuair rangadar go Sesárea, agus tugadar an litir do núasarán, do ċuireadar Pól na ḟiaḋnuisi.

34. Agus tar éis a léiġṫe do nuasarán, agus a fiafruiġe dé ga tír dó, agus ar na aiṫniuġaḋ gur ab ó Chilicia é,

35. A dubhairt sé, éisdfiḋ mé riot, an tan tiocfaid luċt téiliġṫe mar an gcéudna. Agus do aiṫin sé é do ċoiméud a gcúirt Ioruaiġ.

## caib. 24.

Agus a gcionn ċúig lá na diaiġ sin, tháinig Ananias an tárdsagart a núas maille ris na sinsearaiḃ, agus ré Tertullus fear deaġ labarṫa áiriġe: noċ do foillsiġ iad féin a bfiaḋnuisi a núasaráin a nagaiḋ Phóil.

2. Agus a nuair do goireaḋ amaċ é, do tionsgain Tertullus a éiliuġaḋ, ag ráḋ;

3. A Ḟhélix ro oirḋeirc, admhaimíd go follus agus an gaċ ionáit, maille ré gaċ uile buiḋeaċus, go bfuilmíd ag faġáil iomad sioḋċána tríodsa, agus go bfuil mórán do neiṫiḃ tré do ġliocasa ar na gceartuġaḋ a measg an ċiniḋsi.

4. As eagla go dtuirseóċuinn tú ní sa mó, guiḋim tú, dod ṁóirċeart féin éisdeaċt linn go haiṫġearr.

5. Oir do fuaramar an fearsa mar pláiġ agus ag ċur ceannairce eidir na Iúduiġiḃ uile ar fad an doṁain, agus na ċeannfeaḋna dóroinn na Nasairéunaċ:

6. Agus mar an gcéudna do ṫogair sé an tempall do salċaḋ: agus do ċuireamar láṁ ann, agus do santuiġeamar

ġemar breiṫġimuis do ṫabhairt ⁊ do réir ar ndliġe féin.

7. As táinic an túasarán Lisias orainn, agus rug sé lé haimhneart mór as ar láṁaibh é:

8. Agus do aithin sé dá luċt éiliġṫe teaċt ċugadsa: ó na bféudfa tusa gaċ éun sgéula dfaġáil fá na neiṫibse ċuirmíd ne na leiṫ, dá léġna tú ar a marrṫuiġ.

9. Agus do ċontṁuiġeadar na hIúdaiġe mar an gcéudna leis, dá rádh gurab mar sin do bhádar na neiṫe sin.

10. As ar sméideaḋ do nuasarán ar Phól ċum labhartha, do ḟreagair sé: as ronóide inntinn fá ḟreagra ar mo son féin, go bfuil a fios agum tusa beiṫ ré mórán do bliadhnaibh ad breiṫeaṁ ar an gcineadhsa.

11. Oir féudaidh tú a fios dfaġáil, naċ mó ná dá lá déug, ó ċuaidh misi súas go hIarusalém do déunam edarġuidhe:

12. Agus náċ bfúaradar ag dis-bóireaċt ré duine ar biṫ sa teampall mé, ná ag gluasaċt an pobail, ná ann sna sinagógaibh, ná fós sa ċaṫraiġ:

13. Agus ní héidir leó na neiṫesi atáid siad déiliuġad orom a nois, a ċruṫuġad.

14. As adaiṁim so dhuitsi, go ndéunaim seirbhís do Dhia ar naiṫreaċ do réir na sliġeḋ úd dá ngoirid siad eiri-ceaċt: ag creideaṁ dá gaċ uile ní dá bfuil sgríobhṫa ann sa dliġeaḋ, agus ann sna fáidhibh:

15. Agus go bfuil dóiġ agam a Ndia, ré a bfuil a súilsean fós, go dtiocfa éiséirġe na marbh, eidir fí-réun, agus neimfíréun.

16. Is ar a son so sroṫruiġim coin-sias glan do beiṫ agam, gaċ uile uair, a dtrób Dé agus daoine.

17. Agus táinic mé a nois, tar éis mórain bliadhan, a measg mo ċinidh féin, ċum déirce agus ofrála déunam.

18. * Ann a bfúaradar Iúdaiġe áiriġe don Asia mé ar mo ġlanad sa teampoll, gan ċonġáir, gan buáidhreaḋ,

19. Noċ dar ċóir seasam ann so

ad fiadhnuisi [maille rumsa,] agus méiliuġaḋ, dá mbeiṫ ní ar biṫ aca ré a ċur am aġaiḋ.

20. Nó abraid an muintirse féin, ma fúaradar éugcóir ar biṫ ionnam, an tan do ṡeas mé a bfiadhnuisi na coin-ġle.

21. As amáin ar son a nguṫa so do éiġ mé, an tráṫ do ṡeas mé na lár, * gur ab fá eiséirġe na marbh atáim dom éiliuġaḋ agaibhsi a niuġ.

22. Agus mar do ċualaiḋ Félix na neiṫesi, do ċuir sé ar atlá iad, ag rádh; a nuair do ġéuba mé fios na nei-ṫeaḋ benus ris a sliġeḋse ní as fearr, an tan tiocfas Lisias an tuasarán a núas, cuirfidh mé bur gcúis a gcrić.

23. Agus do aiṫin sé don ċaiptín Pól do ċumdaċ, agus socaṁal do ṫabhairt dó, agus gan a baċad déunoine dá ċairdib a friotólam, ná dul dá ionnsaiġid.

24. Agus a gcionn laeṫeaḋ áiriġe ar mbeiṫ do Fhélix maille ré na mnaoi Drusilla, noċ do bí na Iúdaiġe a láṫair, do ċuir sé fios ar Phól, agus do éisd sé ris a dtimċioll an ċreidim a Gcriosd.

25. Agus an tan dó labhair sé ris, a dtimċeall na fírinntasa, ⁊ na measarr-ḋaċta agus an breiṫeamhnuis atá ag teaċt, ar gcriotnuġad dFélix, a dubhairt sé; imṫiġ romad a nois: agus a nuair biás úain agamsa air, cuirfiḋ mé fios ort.

26. Agus do bí súil aige fós go dtiubhradh Pól airgeaḋ dó do ċionn a sgáoilte: air a nadhbharsin ag cur fesa air go minic, do labhradh sé é ris.

27. Agus ar gcoimlíonadh dá bli-adhan, táinic Porcius Festus a náit Fhélix: agus ar mbeiṫ fonmhar dFelix air breiṫeaċas na Núdaiġeaḋ do ṫuilleam-ain, dfáġ sé Pól ceanġailte.

* Caib. 21. 27.

* Caib. 23. 6.

## Cab. 25.

AGus an tan ṫáinic Festus don ṗrobhinnsi, do ċuaidh sé a gcionn trí lá na dhiaigh sin ó Shesárea súas go Hierusalém.

2. Agus do ċuaidh an tárdsagart, agus maiṫe na Niúdaiġeadh dhá láthair a nagaidh Phóil, agus do ċuireadar impiḋe air,

3. Ag iarraidh fábhair a nagaidh Phóil, as go gcuirfeadh sé fios air go Hierusalém: ar gcur lúiġeaċáin ar a tsliġe fá ċomhair a ṁarbhtha.

4. Acht do ḟreagair Festus go raibh Pól air cumhdach a Sesárea, agus go raċadh sé féin go hathġearr [ann sin.]

5. Uime sin, ar seisean, gidh bé agaibhsi ḟéudfus é, teiġid siad a nóinḟeacht ruinne síos, agus má tá olc ar biṫ ann sa bhfearso, éiliġid siad é.

6. Agus ar bhfanmhain dó na measg tuairim deiċ lá, do ċuaidh sé síos go Sesárea: agus lá ar na ṁárach do ṡuidh sé ann sa ċaṫaoir breiṫeamhnais, agus do aiṫin sé Pól do ṫabhairt a láṫair.

7. Agus an tan ṫáinic sé, do ṡeasadar na Iúdaiġe ṫáinic a núas ó Iarusalém na ṫimċeall, agus tugadar mórán déiliġṫib troma, nár ḟéadadar a ċruṫuġadh a naġaidh Phóil:

8. Ar bhfreagra do Phól dá ġlanadh féin, náċ dearna sé ní ar biṫ a naġaidh dhliġe na Niúdaiġeadh, ná an teampaill, na Shésair.

9. Gidheadh air mbeiṫ roimhe air ḟógair do dhénamh do na Iúdaiġṫibh, do ḟreagair Festus do Phól, [agus] a dubhairt sé: a náill leat dul súas go Hierusalém, agus breiṫeamhnus dfulang ann sin a dtimċeall na neiṫeadhso am ḟiadhnuisisi?

10. Acht a dubhairt Pól, atáim am ṡeasamh ag caṫaoir breiṫeamhnais Shésair, ann ar cóir breaṫ do bhreiṫ orum. Ní dhearna mé eugcóir ar biṫ ar na Iúdaiġṫibh, mar as maiṫ atá a fios agadsa féin.

11. Oir má rinne mé éugcóir ar biṫ, ná cinni do ṫuill bás, ní bhfuilim ag diultadh bás dfaġáil: gidheadh muna dhearna mé coinni do na neiṫibhsi éiliġid siad oram, ní ḟéudann coinneduine mo ṫiodhlacadh dhóibh: tiaġaim air comairce Shésair.

12. Ann sin do labhair Festus ris an gcomhairle, agus do ḟreagair sé; a ndeaċaidh tú ar comairce Shésair? is dionnsuiġe Shésair raċus tú.

13. Agus ar gcaiṫeamh laeṫe áiriġe ṫáinic an Rí Agrippa agus Bernice go Sesárea, do ċur fáilte roimhe Fhestus.

14. Agus ar bhfanmhain dóibh ann sin mórán do laeṫibh, do ḟoillsiġ Festus cúis Phóil don rí, ag rádh; dfág Felix duine áiriġe na ṗríosúnaċ:

15. [Agus] an tan do bhí misi a Niarusalém, tangadar uaċtaráin na sagart agus sinnsir na Niúdaiġeadh ċugam na ṫimċeall, agus do iarradar breiṫ dhamanta na aġaidh;

16. Ar a dtugasa an ḟreagra so, nár bheus do na Románċaibh duine ar biṫ do ṫabhairt dá milleadh, nó go dtigeadh an lucht éiliġṫe a láṫair an tí éiliġṫear, agus go bhfaġadh sé ionad air é féin do ġlanadh ón gcoir do ċuirfidh air.

17. Ar a nadhbharsin ar dteacht ann so dhóibh a gceann a ċéile, ar na ṁárach gan ċairde ar biṫ, do ṡuidh mé ann sa ċaṫaoir breiṫeamhnais, agus do aiṫin mé an fearsin do ṫabhairt dom láṫair.

18. Agus do ṡeasadar lucht a éiliġṫe na ḟoċair, agus níor ċuireadar coir ar biṫ air do na neiṫibh do ṡaoil misi.

19. Acht do bhádar ceasda áiriġe aca a dtimċeall a ngeasrogadh féin aca na aġaidh, agus a dtimċeall Iósa éigin fuair bás, noċ a dubhairt Pól beiṫ beo.

20. Agus do bhriġ go raibh misi amharusaċ a leiṫid sin do ċeisd, dubhairt mé, nar bháill leis dul go Hiárusalém, agus breiṫeamhnus tabhairt air ann, fá na neiṫibhsi.

21. Agus an tan diarr Pól é féin

do

do choimhéud nó go bfuigeadh Augustus
fios é, do aithin misi a choimhéad nó
go gcuirfinn cum Sesair é.

22. Agus a dubhairt Agrippa ré
Festus, bá mian riumsa fós mé féin
éisdeacht ris an bhfear sin. Agus a dubh-
airt seisean, cluinfidh tú a márach é.

23. Uime sin ar na márach táinic
Agrippa, agus Bernice ré poimp ro
mhóir, agus do chuadar a steach maille
ris na huachtaránuibh agus ré maithibh
na caithreacha go teach na cúirte, agus
ar na aithne d'Festus, tugadh Pól a
láthair.

24. Ann sin a dubhairt Festus: a Ri
Agrippa, agus a bhfuilti do dhaoinibh a
láthair ann so, do chití an fear so agá
dtangadar pobal na Niudaigheadh go
huile a Niarusalém, agus ann so
chugamsa na timcheall, ag éighmhe nár
chóir a bheith beó ní as faide.

25. Act a nuair do thuig misi nách
dearna sé ní ar bith do thuill bás, agus
go ndeachaidh sé féin an comairce Augu-
stus, do chuir mé romham a chur chuige.

26. [Agus] ní fheadar dam ionnus áirighe
do sgriobhadh chum mo tighearna na timch-
eall; ar a nadhbharsin tug mé bur lá-
thairsi é, agus go mórmhór dod láthair-
si a Ri Agrippa, ionnus ar na cheasdu-
ghadh go mbeith agam ní do sgriobhadh.

27. Oir do chitear damsa gur neimh-
réasúnta priosúnach do chur uaim, agus
gan na cúiseanna atá na aghaidh dfoill-
siughadh.

---

## CAIB. 26.



Agus a dubhairt Agrippa ré Pól, as ceaduighthe dhuit labhairt ar do shon féin. Ann sin ar sineadh a láimhe amach do Phól, do fhreagair sé dá sonadh féin:

2. Measaim gur sona mé, a Ri A-
grippa, ó bheith a niugh chum labhartha ar
mo shon féin ad fiadhnuise, sna huile
neithibh ann a neilighidh na Iudaighe mé:

3. Go mórmhór do bhrigh gur feasach
dam, tusa do bheith eólghach a nuile
ghnáthaighibh agus cheisdibh na Niúdai-
gheadh. Ar a nadhbharsin guidhim thú fá
éisdeacht riom go foighideach.

4. Is aithne do na Iúdaighibh mo
bheathasa ó móighe, agus cionnus do
bhi sí a measg mo chinidh féin a Niarusa-
lém ó thosach.

Noch do aithin mé roimhe so, (dá madh
áil riu fiadhnuise do dhéunamh) ar mbeith
dam am fhairisineach ó mo shinsearaibh,
do réir riagla a nord ro dhirighthe
againne.

6. Agus a nois seasaim ar mbeith
dam dom éiliughadh, tré dhóchus na
ngeallamhna do rinne Dia dár naithribh:

7. Ré a bhfuil súil ag an ndá threibh
dhéugne ag dénamh seirbhíse do Dhia do
ló agus doidhche go gnáthach. Is do
thaobh an dóchais sin, a Ri Agrippa,
éilighidh na Iúdaighe misi.

8. Créd fá a measdar ribhse mar ní
dhichreidmheach, go ndúisigheann Dia na
mairbh?

9. Go deimhin do mheas misi ionnam
féin, gur chóir dam mórán do neithibh
contrardha do dhénamh, a naghaidh anma
Iósa Nazárdha:

10. * Noch do rinne mé mar an *Caib. 8. 3.
gcéudna a Niarusalém: óir do chuir
mé iomad do na naomhaibh, a bpriosúnaibh
ar bhfagháil chumais dam ó uachtaránaibh
na sagart: agus an tan do básuigheadh
iad, tug misi mo thoil (?) ..."mónta".

11. Agus ag tabhairt pionuis dóibh
go minic tré na huile shinagogaibh, do
choiméignigh mé iad, chum blaisféime lab-
hairt: agus ar ndul dam tar modh ré
buile na naghaidh, do rinne mé géirlean-
múin orrtha a gcaithreachaibh coigcríche.

12. * Fá a namsin ar mbeith dam *Caib. 9. 2.
fós ag dul go Damascus lé cumhachtaibh
agus lé barántus na nárdsagart,

13. Do chunnairc mé, a ri, a meadhón
laoi sa tslighe, solus ó neamh bá mó ná
soillse na gréine, noch do dhealruigh um
thimcheallsa, agus a dtimcheall na druinge
do bhí am fhochair sa tslighe.

14. Agus ar dtuitim dúinn uile ar
talamh, do chualaidh mé guth ag labhairt
riom, agus ag rádh sa dteangaidh
eabhra;

ġḃra; a Sháril, a Sháril, créd fá bfuil
tú ag géirleanmhuin orum? is cruáidh
ḋuit beiṫ ag gabáil dod sálaib a na-
ġaidh ḋealg.
15. Agus a dubhairt misi, cia tú
féin a ṫiġearna? agus a dubhairt sei-
sion; is misi Iósa ar a bfuil tusa
ag géirleanmhuin.
16. Aċt éirigh suas, agus seas ar
do ċosaib: óir is chuige so do foill-
siġ mé mé féin duit, do ċum go nóirdeó-
ċainn tú ad óglaċ agus ad fiadhnuise,
ni hé amáin ar na neiṫib do ċunnairc tú,
aċt mar an gcéadna ar na neiṫib ann a
bfoillseóċar duit mé.
17. Dod ṡaoradh ón bpobal, agus
ó na cineadhaċaib, ċum a bfuilim anois
dod ċur,
18. Chum a súl dosgladh, agus ċum
a bfillte ó dorċadus ċum an tsolais,
agus ó ċumaċtaib Shatáin ċum Dé,
ċum maiṫfeaċais na bpeacadh dfáġáil
dóib, agus oighreaċta a measg na muin-
tire atá ar na naomhadh tré ċreideamh
ionnamsa.
19. Uime sin a ri Agrippa, ni
raib mé easumal don táibhse neamhda:
20. Aċt do fógair mé do lus Dha-
mascus ar tús, agus a Niarusalém,
agus ar fed réġion tíre Iúdaiġe go
huile, agus do na cineadhaċaib, aiṫ-
riġeaċus do ḋéanam, agus filleadh ċum Dé,
ag déanamh oibreaċa iomċubaidh don aiṫ-
riġe.
21. Ar son na nadhbharsa do ru-
gadar na Iúdaiġe sa teampall orum,
agus do ṫionnsgnadar romba mo ṁarbhadh.
22. Giodhedh tug Dia cobhair dam, a-
gus do sheas mé gus a niu, ag déanamh
fiadhnuise don mbeag agus don mór, gan
ní a rádh dam, aċt na neiṫe a dub-
radar na fáidhe agus Maóisi do beiṫ
ċum teaċta:
23. Go bfuileóngadh Criosd an
páis, agus go madh hé céidneaċ do éi-
reóċadh ó ṁarbaib é, agus go bfoill-
seóċadh sé solus don pobalsa agus
do na cineadhaċaib.
24. Agus ar mbeiṫ dó ag rádh na
neiṫeadhsa ar a son féin, a dubhairt Fe-
stus do guṫ mór; atá tú ar buile a
Phóil, cuirid iomad foglómaċa ré cu-
taċ tú.
25. A dubhairt Pól an tan sin; a
Fhéstuis ro oirdheirc, ni bfuilimse
ar buile, aċt labhraim briaṫra na fírinne
go céilliġe.
26. Oir atá fios na neiṫeannsa ag
an ri, agá labhraimse go dána na lá-
ṫair: óir ni ṡaoilim go bfuil ainbfios
ninneiṫe díob so air. Oir ni a gcúil do
rinneadh so.
27. An gcreideann tú, a ri Agrip-
pa, na fáidhe? atá a fios agam go
gcreidir.
28. A dubhairt Agrippa an tan sin
ré Pól, is beag náċ ttarraingeann tú mé
ċum beiṫ am Chriosduiġe.
29. Agus a dubhairt Pól, do bfearr
leam go bfaġaidh daoine ó Dhia, ni
hé amáin tusa, aċt mar an gcéadna an
méid éisdeas riom aniu, beiṫ go hiomlán
cosmail riom féin, aċt na geimleaċasa
amáin.
30. Agus ar na rádh so dó, do
éirigh an ri suas, agus an túaċtarán,
agus Bernice, agus an dream do ṡuidh
na bfoċair.
31. Agus ar ndul do leaṫtaoib
dóib, do labhradar ria a ċéile, ag rádh;
ni déanann an fearso éin ni tuilleas bás
na cuibhriġṫe.
32. Agus a dubhairt Agrippa ré
Festus, do béidir an fearso do léigean
fá réir, muna beiṫ go ndeaċaidh sé ar
ċomairce Shésair.

## CAIB. 27.

AGus ar ttabhairt breiṫe dóib
go seólfamaois do Nedáill,
tugadar Pól agus bráiġ-
de áiriġe eile do ċaiptín
banna Augustus, dár bainm Iulius.
2. Agus ar ndul dúinn a luing [do
longaib] Adramitium, do ṫionnsgnamar
rómhainn seóladh ré taoib ċósdadh na hÁi-
sia, [agus] do tógbhamar ar seól-
ta, agus do bí Aristarchus Macedó-

nach ó Thessalonica ann ar gcoṁdeaġsa.
3. Agus an lá na ḋiaiġ sin tan-
gamar go Sidon: agus ar mbeiṫ go
muinnteardha ré Pól do Iulius, dfu-
laing sé ḋó dul dfios a ċaraḋ, ċum
comfurtasa dfaġáil uaṫaḋ.
4. Agus ar nimṫeaċt ḋúinn as sin,
do ṡeólamar ré taoḃ Chipruis, do ḃríġ
go raiḃ an ġaoṫ contrardha ḋúinn.
5. Agus ar seólaḋ ḋúinn tréas an
bfairrge láim ré Cilicia agus ré Pam-
philia, tangamar go Mira [caṫraiġ a]
Licia.
6. Agus ar bfaġáil luinge don
chaiptín ó Alexandria ann sin, do bí
ag triall do Nedáill do ċuir sé sinne
innte.
7. Agus ar mbeiṫ ḋúinn mórán do
laeṫiḃ ag seólaḋ go mall, agus ar
dteaċt ḋúinn ar éigin as coimhair Chniduis,
do ḃríġ nar leig an ġaoṫ ḋúinn, do
ṡeólamar a ngar do Chréta, láim ré
Salmóne.
8. Agus ar seólaḋ ṫairis ḋúinn ar
éigin, tangamar go hionaḋ áirighe,
dá ngoirṫear na cuanta breáġa, dár
bfogus caṫair Lasea.
9 Agus ar gcaiṫeaṁ mórain aim-
sire ḋúinn, agus ar mbeiṫ dár lung-
seóraċt cheana guásaċ, do ḃríġ an
troisgiḋ do ḋul ċeana ṫoraiṁ, do bí
Pól dá ccomhairliuġaḋ,
10. Ag ráḋ riu; a ḋaoine, do ċím
go mbiáiḋ bur luingseóraċt maille ré
doċar agus ré dul amuġa mór, ni
hé amáin na ladála agus na luinge,
aċt ar nanman féin mar an gcéudna.
11. Gidheaḋ is mó do ċreid an caip-
tín an tuásarán agus maiġisdir na
luinge, ná na neiṫe a duḃairt Pól.
12. Agus ar mbeiṫ don ċuan neaṁ-
ġarṁamail aca ré hanmuin ann sa ġeim-
readh, do rinneḋ a normór do comhairle
sgaoileaḋ as, dféuċain an bféadfaidis aċt
lincoir teaċt go Phenice, ċum an ġeimriḋ
do ċaiṫeaṁ ann: cuan [do ċuantuiḃ]
Chréta, atá ar na sroiṫiuġaḋ a niár-
dheas agus a niarṫuaiḋ.
13. Agus ar séideaḋ go ciúin don
ġaoiṫ a ndeas ar na saoilsin dóiḃsean

go néireóċaḋ a dtuarus riu, ar dtóg-
báil a seóltaḋ ḋóiḃ, do ṡeóladar in
sa ġoire do Chréta.
14. Aċt go haiṫġearr na ḋiaiġ sin
do ṡéid gaoṫ sdoirmeaṁail do ḃí na
gaoiṫ a noirṫuaiḋ ar a noiléun.
15. Agus ar mbeiṫ don luing dá
fuadaċ, agus gan neart aice cur a
naġaiḋ na gaoiṫe, ar na léigean ris
an ngaoiṫ ḋúinn, do seólaḋ fan bfairrge
sin.
16. Agus ar ndul a sdeaċ go dian
ḋúinn fá oiléun beag áirighe dar ab ainm
Clauda, is ar éigin rugamar ar an
mbád.
17. Noċ do ṫógbadar suas, [a-
gus] do ḟéuċadar gaċ uile ġléus
cabarṫa, ag creasuġaḋ na luinge fói-
te: deagla go mbuailfeadis a ngaineaṁ
beó: agus ar léigean a seólta síos
dóiḃ, do hiomċraḋ iad mar sin.
18. Agus ar mbeiṫ ḋúinn an lá na
ḋiaiġ sin, dár dteilgean ó ṫoinn go
toinn ré sdoirm ro ṁóir, do ṫeilgeadar
[a nearraiḋe] amaċ:
19. Agus an treas lá do ṫeilge-
mar amaċ lé ar lámhuiḃ oirnéis na
luinge féin.
20. Agus ar mbeiṫ don ġréin, a-
gus do na réultaiḃ gan soillsiuġaḋ
ḋúinn mórán do láeṫiḃ, agus ar luige
do sdoirim nár beag orainn, rugaḋ uainn
gaċ uile ḋóċas cabarṫa dá raiḃ aguinn
ó sin amaċ.
21. Agus ar mbeiṫ ḋúinn a bfad
gan biaḋ, do ṡeas Pól iona meaḋon, a-
gus a duḃairt sé; A ḟeara, do ḃfearr
ḋóiḃ ġe do ṫaḃairt ḋamsa, agus gan
sgaoileaḋ ó Chréta: ionnus go seaċ-
naḋ siḃ an doċarsa agus an diog-
báil.
22. Agus a nois guiḋim siḃ fá
meisniġ maiṫ do ḃeiṫ agaiḃ, óir ni
caillfiḋ éunduine agaiḃ a anam, aċt an
lúng amáin.
23. Oir do ṡeas aingeal Dé léir ab
ris misi, agus dá ndéunuim seirbis, sa
noiḋċe a nois láim riuṁ,
24. Ag ráḋ; na bíoḋ eagla ort a
Phóil, is éigean ḋuit seasaṁ a laṫair
Shésair.

Shḟaın: agus féuċ, do ṫioḋlaic Dia
ḋuit, an méid seóluis maille riot.
25. Uime sin, a fhera, bíoḋ meisneaċ
maiṫ agaib: óir creidimse Dia, gur-
ab amhlaiḋ bias sé mur a duḃraḋ lem.
26. Thuis sin is éigin dúinn búaladh
fá oiléun áirigthe.
27. Agus ar dteaċt don ċeaṫramaḋ
oiḋċe déug, ar mbeiṫ dúinn dar dteil-
gean ó ṫoinn go toinn ag Adria a dtim-
ċeall meaḋóin oiḋċe, do shaoileadar na
maraiṅeulaiḋ go rabhadar a bfogus do
ṫír éigin.
28. Agus ar léigean an luáiḋe sí-
os dóib, do ṫeasduġaḋ an ġrinneill, fu-
aradar é na fiċid feaḋ [ar doimne:]
agus ar ndul as sin beagán dóib, ar
léigean an luáiḋe síos arís dóib, fúa-
radar é na ċúig feaḋaib déug.
29. Agus ar mbeiṫ dhóib eaglaċ fá
búaladh fá ionadaib garḃa, ar dteil-
gean ceiṫre nangcaire ó deireaḋ na luin-
ge dóib, do ḃeirdís leó go mbiaḋ an lá
ann.
30. Agus ar mbeiṫ do na maraiṅeu-
laċaib ar ti teiċeaḋ as an luing, agus
ar léigean an báid síos dóib sa bfairr-
ge, mar do beiḋis ar ti angcaire do
sineaḋ amaċ ó ṫosaċ na luinge,
31. A duḃairt Pól ris an gcaiptín,
agus ris na saiġdiúiriḃ; muna bfa-
naid so sa luing, ni héidir sibhse sá-
báil.
32. Do ġearradar na saiġdiúiri
annsin teuda an báid, agus do léige-
dar dó tuitim amaċ.
33. Agus an feaḋ do bí an lá ag
éirge, tug Pól do ċomhairle dóib uile
biaḋ do ċaiṫeaṁ, ag ráḋ; a sé so an
ceaṫramaḋ lá déug dib ag fuireaċ bar
dtrosgaḋ, gan biaḋ ar biṫ do ċai-
teaṁ.
34. Uime sin guiḋim sib fá biaḋ
ċaiṫeaṁ, óir is ni beanus ré bur slainte
é. Óir ni raċaiḋ ruáinne ciṅn éuninne
aguib a muġa.
35. Agus ar ráḋ na neiṫeaḋ so dó,
agus ar nglacaḋ aráin, rug sé buí-
ḋeaċas ré Dia na bfiaḋnuise uile: agus
ar mbriseaḋ [a naráin] dó, do ṫionnsgain
sé a iṫe.

36. Ann sin ar ngabáil meisnige
ċuca do ċáċ uile, do ċaiṫeadar biadh
mar an gcéudna.
37. Agus a sé uḃair daoine do bá-
mar sa luing, dá ċéd ré fir ḋéug agus
tri fiċid.
38. Agus tar éis a sáiṫ bíḋ do
ċaiṫeaṁ dóib, do éudroṁuigheadar an
luing, ar dteilgean na cruiṫneaċta a-
maċ fán bfairrge.
39. Agus ar néirge don ló, ni
raib fios na tíre sin aca: as tuga-
dar calaḋ áirige dá nuige an a raib
tráiġ, an ar ċinnteaġadar an luing do
saṫaḋ, dá mad éidir riu.
40. Agus ar dtógbáil na nancaire
dóib, do léigeadar [an lung] fán bfair-
ge, agus ar sgaoileaḋ ċeanglaiġteaḋ na
stiúire dóib mar an gcéudna, do tóg-
badar an prioṁseól ris an ngaoiṫ, a-
gus do ṫriallaḋar ċum na tráġa.
41. Agus ar dteagṁáil a nionaḋ
dóib ionar buáil dá fairrge fá ċéile,
do ḃuáileadar an lung fá talam: agus
ar ndaingniuġaḋ do ṫosaċ na luinge
dfan sí gan corruġaḋ, agus do
sgaoileaḋ a deireaḋ ó ċéile ré hainmneart
na dtonn.
42. Ann sin do rinneadar na saiġ-
diúiri do ċoṁairle na braiġde do mar-
baḋ, deagla go mbéuraḋ a snáṁ éun-
duine aca as:
43. As ar mbeiṫ don ċaiptín fon-
mar ar Phól do ṡabáil, do ṫoirmisg
sé iad ón gcoṁairle sin: agus do aiṫin
sé don luċt do féud snáṁ, iad féin do
ṫeilgean amaċ ar tús, agus dul a
dtír:
44. Agus do ċáċ eile, cuid diobh
ar cláraiḃ, agus cuid eile ar ċotaṅaib
[briste] áirige don luing: agus
tárrla mar sin go ndeaċadar uile slán
fá tír.

CAIB. 28.

AGus ar dteacht dóib slán, do aitnigheadar ann sin gur Melita do bainm don oilén.

2. Agus níor bheag an daonnacht do rinnéadar na daoine barbarta orrainn. Oir ar bhfadóg teineadh dóib do ghabhadar sinn uile ċuca, ar son an ċeatha do bi ag teacht, agus ar son an ḟuaċta.

3. Agus ar gcruinniughadh morain sprioṡán do Phól, agus ar na gcur dó ar an dteine, táinic aithir nimhe amach as an teas, agus do leim sé ar a láimh.

4. Agus ar bhfaicsin na péisde croiċde as a láimh do na daoinibh barbarta, a dubhradar ria ċeile; go deimhin is fear dúnmarbhṫa é, dá nach bhfuileang dioghaltus [Dé] a beith beó, giodh táinic sé slán ón bhfairrge,

5. As ar gcrothadh na péisde dó-san sa teini, níor ghoid sé doċar ar biṫ.

6. Gidheadh do bi súil acasan ré hat dó, nó ré na ṫuitim sios marbh go hobann, as ar mbeith dóib a bfad ag feiċeamh, agus nach bhfacadar doċar ar biṫ ag teagmháil dó, ar naċrughadh inntinne, a dubhradar gur Dhia é.

7. Agus a dtimċeall na háiteisin do bi fearann ag ceannport a noiléin, darbh ainm Publius, noch do ghab sinne ċuige, agus tug aoigheacht dúinn ar feadh ṫri lá go roċáirdeamail.

8. Agus tárla go raibh athair Phubliuis na luighe ré fiabhrus agus ré fluxa fola: agá ndeachaidh Pól dá ionnsuighe, agus ar ndénamh urnaighe, ar gcur a lámh air, do shlánuigh sé é.

9. Agus ar na dhéunamh so, tangadar an méid do bi easlán sa noiléun ċuige, agus do slánaigheadh iad:

10. Noch mar an gcéudna tug dúinn onóir mhór, agus ar ndéladh dúinn riu, do ċuireadar linn na neiṫe do bi na riachtanus [orainn.]

11. Agus a gcionn ṫri mios na dhiaigh sin, do seólamar a luing [do longaibh] Alexándria, do bi ag caiṫeamh an gheimhridh sa noileun, agus a sé fá comarṫa dhi Castor agus Pollux.

12. Agus ar dteacht dúinn go Siracúsa, dfanamar ann ṫri lá.

13. Agus ar seóladh dúinn timċeall as sin, tangamar go Rhégium: agus a gcionn láe na dhiaigh sin do shéid an ghaoth a ndeas, agus tangamar lá ar na mháraċ go Puteóli:

14. Mar a bhfuaramar derbhraiṫreaċa, agus do ċuireadar impidhe orrainn fanmhuin na bfoċair feadh seaċtmhaine: agus mar sin do ṫriallamar roimhainn don Róimh.

15. Agus as sin ar bhfagháil an sgéul do na braiṫribh, tangadar do ṫeagmháil dúinn go margadh Appius, agus gus na ṫri táibeirnibh: agus ar na bhfaicsin do Phól, rug sé buidheċas ré Dia, agus do ghab sé meisnech ċuige.

16. Agus ar dteacht dúinn don Róimh, tug an caiptin na braighde dáirdgheneral na slógh: as tugadh cead do Phól beiṫ ris féin a bfarradh saighdiuir do ċoiméudfadh é.

17. Agus tárla a gcionn ṫri lá na dhiaigh sin, gur ghoir Pól uaisle na Niúdaigheadh a gceann a ċeile: agus ar gcruinniughadh dóib, a dubhairt sé riu; a fheara [agus] a braiṫreaċa, biodh nách dearna misi éinni a naghaidh an pobail, ná ghnáṫaighe na sinnsear, gidheadh tugadh mé ceangailte ó Ierusalém a lámhaibh na Rómanach.

18. Noch ler mhian tar éis mo ṫeasdaighe mo léigean fá sgaoil, do bhrigh nach raibh cúis ar biṫ báis orum.

19. As ar labhairt go contrárdha do na Iúdaighibh, do bheigean dam dul fá comairce Shésair, ni hé go bhfuil adhbhar ar biṫ agam fá a neileoċainn mo ċineadh.

20. Uime sin is fá a nadhbharsa do ċuir mé fios oraibhse, ċum bhur bhfaicsiona, agus labharṫa ribh. Oir is ar son innmhighine Israél atáim ceangailte sa slabhradhsa.

21. Agus

21. Agus a dubhradarsan ris,
níor ghlacamne fiu na leitre ó thír
Iúdaighe ad thimcheall: agus ni tháinic
fós neach ar bith do na dearbhraithribh
dfoillsiughadh ná dinnisin uilc ar bith
ort.
22. As budh mian linn a chlos uáit
na neithe bhreathnaighios tú. Oir do thaobh
a nuirdse, is aithnigh dúinn go dtictear
na aghaidh sa nuile áit.
23. Agus ar ndéunamh láe ris
dóibh, tangadar mórán chuige dá lói-
sdin, noch dar fhoillsigh sé rioghachd Dé
maille ré fiadhnuise do dhéunamh, dá
dtarraing ré na theagusg chum na
neitheadh do bhean ré hIosa, a reacht Mháoi-
si agus ann sna fáidhibh, ó mhaidin go
hoidhche.
24. Agus do chontuigheadar cuid
dhiobh do na neithibh a dubhairt sé, agus
cuid eile nar chontaigh.
25. Agus ar mbeith dóibh contrár-
dha dá chéile, do sgaoileadar as sin, ar
rádh na héinbhréithresi do Phól; is
maith do labhair an spiorad naomh tré
san bhfáidh Esaias ré ar naithreachaibhne,
26. Ag rádh; imthigh romhad chum
an phobailse, agus abair, cluinfidh sibh
ré bhur gcluasaibh, agus ni thuigfidhe:
agus do chifidh ré bhur súilibh, agus ni
budh léir dhaoibh.
27. Oir atá croidhe an phobailse
ar na ramhrughadh, agus do bhádar a
gcluasa bodhar chum éisdeachta, agus do
chaochadar a súile; deagla go bhfaicfe-
dís ré na súilibh, agus go gcluinfedís
ré na gcluasaibh, agus go dtuigfedís
ré na gcroidhthibh, agus go bhfillfedís,
agus go sláineochainnse iad.
28. Uime sin bíodh a fhios agaibhse,
go bhfuil an slánughadhsa Dé ar na chur
chum na gcineadhach, agus go gcluinfid
siadsan [é.]
29. Agus ar rádh na neitheannsa dó,
do imthigheadar na Iúdaighe amach, agus
do bhí iomad díosbóireachta aca eatorra
féin.
30. Agus do chomhnuigh Pól dá blí-
adhain go hiomlán a dtigh do réidhigh
sé dó féin: agus do ghabhadh chuige na
huile dhaoine do thigeadh a steach chuige:
31. Ag seanmórughadh rioghachta Dé,
agus ag teagusg na neitheann bheanus ris
an dtighearna Iosa Criosd, maille ré
gach uile chumus labhartha gan toir-
measg.

EPISTIL

# Epistil Phoil absdail chum na Romhanach.

## Caib. 1.



Ol serbhfoghantighe Iosa Criosd, do goireadh [chum beith] na absdal, * do toghadh chum soisgeil Dé,

*Gniomh. 13.8.*

2. (Noch do ghealladh sé tré na fáidhibh sna sgriobtúraibh naomhtha,)
3. A dtimchell a mhic Iosa Criosd ar dTighearna, (do gineadh do shiol Dáibhi do réir na feóla:
4. Do foillsigheadh na mac Dé a gcumhachtaibh, do réir spioraid na naomhthachta, tré eiseirghe ó marbhaibh)
5. Tré a bhfuaramne grása agus absdaltacht, chum umhlachta an chreidimh, a measg na nuile chineadhach ar son anmasan:
6. (Eidir a bhfuil sibhsi leis ar bhur ngairm ré Iosa Criosd:)
7. Chugaibhsi uile an mhéid atá sa Róimh, ar bhur ngrádhughadh ó Dhia, agus bhur naomhaibh do réir gairma; Grása agus siothcháin maille ribh, ó Dhia ar nathair, agus ón dTighearna Iosa Criosd.
8. Ar tús beirim buidheachus ré mo Dhia féin tré Iosa Criosd, ar bhur son uile, do bhrigh go bhfuil tuarasgbháil bhur gcreidimhe ar fud an domhain uile.
9. Oir atá Dia dfiadhnuise agum, dá ndénaim seirbhis am spiorad a soisgéul a mhic, go mbim gan sgur ag tesh oraibh,
10. Ag iarraidh do shíor am urrnaighe, a fagháil do toil Dé, asdar séunmhar ar chor éigin do dhéunamh damh fa dheóigh ré teacht chugaibhse.
11. Oir atá ro shonn oram sibhse dfaicsin, ar ghléus go roinnfinn ribh tiodhlacadh éigin spioradalta chum bhur neartaighe.
12. Eadhon, ionnus go bfuighinn comhfurtacht bhur bhfochair tré chreideamh a chéile [eadhon] bhur gcreideimhsa agus mo chreideimhsa.
13. Agus a dearbhraithreacha, ni háill leam gan a fhios do bheith agaibh, gur chuir mé romham go minic teacht chugaibh, (gidheadh do cuireadh toirmeasg oram gus a nois) ionnus go bhfuighinn toradh éigin bhur measgsa, comhmaith ris na cineadhachaibh eile.
14. Atáim am fhéicheamhnach do na Ghréugachaibh agus do na daoinibh barbhárdha, do dhaoinibh glioca ⁊ neamhghlioca.
15. Ar a nadhbharsin an méid is éidir leam, atáim ullamh chum an tsoisgéil do shéanmóir dáoibhse mar an gcéudna, a bhfuilti sa Róimh.
16. Oir ni bhfuil náire oram fá soisgéul Chriosd, do bhrigh gur ab é cumhacht Dé é, chum slánaighe dá gach aon chreideas, don Iudaighe ar tús, agus fós don Ghréugach.
17. Oir as ann foillsightear firéuntacht Dé, ó chreideamh go creideamh, amhail atá sgriobhtha; * do gheubhaidh an firéun beatha tré chreideamh.

*Hab. 2.4. Gal. 3.11. Eabhr. 10. 38.*

18. Oir foillsightear fearg Dé ó neamh a naghaidh gach uile neamhdhiadhachta, agus éccóir na ndaoineadh congmhas a nfirinne a neamhfhirénntacht:
19. Oir an méid deóluis is éidir dfagháil ar Dhia, atá sé go follus ionnta san: óir do rinne Dia follus dhóibh é.
20. Oir a neithesion nach éidir dfaicsin,

ḋfaicsin, [mar atá] a ċumas síor-
raiḋe agus a ḋiaḋaċt, atáid siad
soilléir sóċrsiġe ó ċruṫuġaḋ an
ḋomain tres na neiṫe do riñeḋ: ionnus
naċ beiṫ leiṫsġéul aca.
21. Do ḃríġ ar naiṫniuġaḋ Dé
ḋóiḃ naċ dtugadar glóir ḋó mar Ḋhia,
agus naċ rugadar buiḋeċus ris: aċt
gur líonadar do ḋíomḃóines ann a
smuáintiġiḃ, agus gur dallaḋ a
gcroiḋe neimṫuigsionaċ.
22. Ag ráḋ gur ḋóine eagnuiḋe iad
féin, do riñeḋ amadáin ḋíoḃ.
* Psal. 106. 20. 23. Oir do iompóiḋeadar glóir * Dé
naċ éidir do ṫruáilleḋ, a gcosamlas
iomáiġe ḋuine soṫruáillige, agus
éunlaiṫe, agus ainmiñteḋ ceaṫarċosaċ
agus pheisdeaḋ.
24. Ar a naḋḃarsin tug Dia iad-
san mar an gcéudna ḋainmianaiḃ a
gcroiḋeḋ féin, ċum a gcorp do salċaḋ
eatorra féin:
25. Mar ḋruing do iompóiḋ fí-
riñe Dé a mbréig, agus do riñe onóir
agus seirḃis don ċréatúr, ag tréigean
an ċruṫaiġṫeóra, noċ atá beannaiġe go
siorraiḋe. Amén.
26. Ar a naḋḃarsa tug Dia iad
ḋainmianaiḃ gráineamla: óir do aṫruiġ-
ḋeadar a mná a ngnáṫuġaḋ náḋúrṫa,
go ngnáṫuġaḋ mínáḋurṫa:
27. Agus mar an gcéudna na fir,
ar dtréigean gnáṫaiġe naḋúrṫa na
mban ḋóiḃ, do lasadar ann a nainmia-
naiḃ an fear a naġaiḋ a ċéile, na fir
ag ḋéunaṁ gráineamlaċta ris na fearuiḃ,
agus fuaradar ionnta féin luáiḋeaċt a
seaċráin, mar buḋ cóir.
3.2.4. 28. Agus amail mar nár ċreideadar
3.11. sin a neólus Dé do ċongṁáil: as
hr.10. mar sin tug Dia iadsan ḋintinn neim-
ċéillíḋe, ionnus go ndéunaidís neiṫe
nár ḃiomċubaiḋ;
29. Ar na líonaḋ do uile éugcóir,
do ṁailís, do ḋruis, do ḋroiċṁéin, do
saint, ar na líonaḋ do ṫnúṫ, do ḋún-
marḃaḋ, do ċeannairc, do ṁeabail, do
ḋroċḃhéusuiḃ, luċt siusarnuiġe.
30. Luċt ítiomráiḋ, luċt fuaṫaiġe
Dé, luċt tarcuisne, ḋóine uáiḃreaċa,
mórḋálaċa, luċt cumṫa uile, easumal
ḋaiṫreaċaiḃ agus do ṁaiṫreaċaiḃ,
31. Eigcéillíḋe, neimċoingeallach,
gan gráḋ naḋúrṫa, dosiarṫa, neim-
ṫróċaireaċ:
32. Noċ ar naiṫne ḋlíġe Dé ḋóiḃ,
(eaḋon go dtuillid luċt na ngníomhsa do
ḋéunaṁ bás) ní hé amáin fós iad féin
dá ndéunaṁ, as mar an gcéudna cóim-
niḋ siad luċt a ndéunta.

## CAIB. 2.


AR a naḋḃarsin ní héidir do
leisgéal a ġaḃáil, a ḋuine
giḋ bé ar biṫ tú ḋamnuiġ-
ios [ḋuine eile.] * Oir ann * Math. 7. 1. 2.
sa ní a ndíorann tú neaċ eile,
ḋíoraḋ tú tú féin: óir tusa ḋíorus
[ḋuine eile] do ní tú na neiṫe céadna.
2. As atá a ḟios aguinne go ḃfuil
breiṫeamnas Dé do réir na fírinne a
naġaiḋ na muinntire do ní ionnsamail na
neiṫeḋ sin.
3. Agus an measann tusa so, ó a
ḋuine ḋamnuiġeas an druing do ní a lei-
ṫeid súd, agus tú féin dá ndéunaṁ,
go raċa tú as ó ḃreiṫeamnus Dé?
4. Nó an dtarcuisniġeann tú saiḋ-
bhreas a ṁaiṫeasa, agus a foiġide, agus
foide a fulaing, gan a fios agad go
dtreóruiġeann maiṫeas Dé tú ċum aiṫ-
riġe?
5. As do réir do ċruáis féin, a-
gus do ċroiḋe neamhaiṫriġeaċ taisgiḋ * Sum. 3. 5.
tú ḋuit féin fearg, fá ċoṁair lói na
feirge, agus foillsiġṫe ceirtbreiṫ-
eamnuis Dé:
6. * Noċ a ḃéuras dá gaċ éinneaċ * Psal. 62.
do réir a ġníomarṫa: 12. Math.
7. Eaḋon don druing iarrus tré 16. 27.
foiġid na deaġoibre, glóir, agus onóir
agus neimṫruáilleḋ, an beaṫa marrṫa-
naċ:
8. As don dream atá ceannairceaċ,
agus naċ umluiġeann don ḟírinne, aċt ċrei-
deas do éugcóruiḋ, [do ḃéurtar] di-
omḃa agus fearg.
9. Triobloid agus doġruing ar
anam

anam gac aonduine do ni olc, an Iúdaiḋe ar tús, agus an Ghréugaiġ mar an gcéudna.

10. Aċ glóir, agus onóir, agus síoṫċáin do gac aon do ni maiṫ, don Iúduiġe ar tús, agus don Ghréugach mar an gcéudna.

* Deut. 10. 11. * Oir ni ḃfuil cion ag Dia ar
17. 2 Chron. ṗearsain seċ a céile.
19. 7. Job. 12. Oir an méid do ṗeacaiġ gan an
34. 19. dliġeaḋ, racaid a muġa gan an dliġeaḋ:
Gníomh. agus an méid do ṗeacaiġ sa dliġeaḋ, dai-
10. 34. meóntar iad leis a ndliġeaḋ,
Gal 2. 6. 13. (* Oir ni hiad luċt éisdeaċta an
Ephes. 6. 9. dliġiḋ atá na ḃfirénuiḃ a ḃfiaḋnuisi
Col. 3. 25. Dé: aċ luċt coimlionta an dliġiḋ a
& 1 Phead. siad ṡaorfuiġear.
1. 17.
* Math. 7. 14. Oir na cineaḋaċa ag nac ḃfuil
21. Séum. an dliġeaḋ, do níd siad ó nádúir na
1. 22. neiṫe ḃeanas ris an dliġeaḋ, iad so ag nac ḃfuil an dliġeaḋ aca, atáid siad na ndliġeaḋ dóiḃ féin.

15. Noc foillsiġeas obair an dliġiḋ sgríoḃṫa an a gcroiḋṫiḃ, ar mbeiṫ dá gcogús ag déunamh fiaḋnuise má ráon riu, agus a smuáintiġṫe ag éiliuġaḋ a céile, nó fós ag gabáil a leisgéil.)

16. An sa lá an a mbéura Dia breiṫ ar seicréidiḃ na ndaoine tré Iósa Criosd, do réir mo soisgéilsi.

17. Féuc, goirṫear Iúduiḋe díotsa, agus muiniġiḋ tú as a ndliġeaḋ, agus do ni tú mordáil as Dia,

18. Agus atá fios a ṫoile agad, agus dearbhuiġiḋ tú na neiṫe as feárr ar mbeiṫ foġlomṫa duit ón dliġeaḋ:

19. Agus atáoi dóċasaċ go ḃfuil tú ad éoluiġe ag na dalluiḃ, ad ṡolas ag an muintir atá a ndorċadas,

20. A tfior muinte na ndaoine neimhéagnuiḋe, ad ṫeagasgóir na leanaḃ, ar son go ḃfuil foirm a neóluis agus na firinne agad sa dliġeaḋ.

21. Thusa ar a naoḃarsin ṁuineas duine eile, créd nác muineann tú ṫú féin? ṫusa ṡeanmóireas gan goid do ḋéunaṁ, a ndéunann tú féin goid?

22. Thusa a deir gan aḋalṫrannas do ḋéanaṁ, a ndéanann tú féin aḋaltrannas? ṫusa agá ḃfuil gráin ar na hioḋaluiḃ, an sladann tú a neaglais?

23. Thusa do ni mórdáil as a ndliġeaḋ, an dtabhair tú easonóir do Dhia tré ḃriseaḋ an dliġe?

24. Oir masluiġhṫear ainm Dé ṫríbsi eidir na cineaḋaċuiḃ, * mar atá * Isa. 52. 5.
sgríoḃṫa. Ezech. 36.
25. Oir is tarbaċ an timċeall- 20, 23.
ġearraḋ go deimin má coiméudann tú an dliġeaḋ: aċ más fear briseadh an dliġiḋ tú, atá do ṫimċeallġearraḋ gan beiṫ na ṫimċeallġearraḋ.

26. Ar a naoḃarsin má ċoiméudann an neamṫimċeallġearraḋ orḋaiġe an dliġe, a né nác measfuiġṫear a neamṫimċeallġearraḋ do beiṫ na ṫimċeallġearraḋ.

27. Agus a né nac daimeóna an neamṫimċeallġearraḋ atá ó nádúir, má ċoiméudann sé an dliġeaḋ, ṫusa atá ad ḟior sáruiġe an dliġe trés an litir agus trés an dtimċeallġearraḋ.

28. Oir ni hé an ti atá go follas, is Iúduiġe é; ná fós an timċeallġearraḋ atá go follas sa ḃfeóil, is timċeallġearraḋ:

29. Aċ an té atá ós íseal na Iúduiḋe, agus timċeallġearraḋ an ċroiḋe, an sa spioraid, ⁊ ni sa litir: agá ḃfuil a molaḋ, ni ó ḋaoiniḃ, aċ ó Dhia.

---

## CAIB. 3.

Maseaḋ créd é an bárr atá ag an Iúduiḋe, nó créd é tarba an timċeallġearrṫa?

2. Is mór é ar gac aoncor; a ċéduair do bríġ gur riu-san do taobaḋ briaṫra Dé.

3. Oir créd é an cúis má nár ċreideadar dream áiriġe díoḃ? a ndéuna a neamċreideamsan firinne Dé gan eifeaċt?

4. Nár léige Dia sin: aċ bíoḋ Dia * Psal. 116.
fírinneaċ, * agus gac uile duine bréu- 11.
gaċ, * mar atá sgríoḃṫa, ar ċor go * Psal.
saorfuiḋe tú ad ḃriaṫruiḃ, agus go 51. 4.
mbearṫá buaiḋ, an tan beireas tú breiṫ.

5. Aċ

5. Aſ má neartuiġeann ar néagcóirne
cóir Dé, créd a déaram? an bfuil Dia
éagcórach do ni díoġaltus? (mar duine
labhruim.)
6. Nár léige Dia sin: óir don taobh
eile cionnas biaḋ Dia na ḃreiṫeaṁ ar
a tsaoġal?
7. Oir má ṁéuduiġe fírinne Dé
tréum ḃréiġsi ċum a ġlóiresion, créd
fá a ndamantar misi fós mar ṗeacaċ?
8. Agus créd fá nác déanamaoid
uile, ionnus go dtiocfaḋ maiṫe dhíoḃ,
(do réir mar ṁasluiġṫear sinne, agus
mar a deirid dróng áiriġe) ar a dtig
damnaḋ ó ċeart, go ndearnamaoid?
9. Créd eile má seaḋ? an bfuilmidne
ag breiṫ báirr? ni ḃfuilmid ar éncor:
óir do suiġeamar roimhe so na Iúduiġe
agus na Gréugaiġ uile do ḃeiṫ fá
ṗeacaḋ.
*Psal. 14. 10. * Mar atá sgríobṫa, ni ḃfuil
1,2,3. fíréun aon, fós ni ḃfuil aonduine:
11. Ni ḃfuil neaċ aon ṫuigeas, ni ḃfuil
neaċ iarrus Dia.
12. Do ċlaonadar uile, atáid siad
a néinfeaċt ar na ndéunaṁ mítarbhaċ:
ni bfuil neaċ aon do ḋéunaḋ maiṫ, ni ḃfuil
go héinneaċ.
*Psal. 5. 9. 13. * As uáiṁ osgailte a sgór-
naċ, do rinneadar meḃail lé na dteang-
*Psal. 140. ṫaiḃ, [atá] * neiṁ na naiṫreaċ neiṁe
3. fá na bpusaiḃ.
*Psal. 10. 14. * Agá bfuil a mbéul lán do
7. mallaċaḋ agus do searḃas.
*Prob. 1. 15. * Atáid a gcosa lúaṫ ċum
16. Isa. 59. fola dóirtaḋ:
7,8. 16. Agá bfuil briseaḋ croiḋe agus
anróġ ann a sliġṫiḃ:
17. Agus níor aiṫniġeadar slíġe
na síoṫċána:
*Psal. 36. 18. * Ni bfuil eagla Dé a bfiaḋnuise
1. a súl.
19. Agus atá a fios aguinne giḋ bé
ar biṫ neiṫe a deir an dliġeaḋ, gur
ris a ndréim atá fán dliġeaḋ labhrus
sé: ionnus go dtoċtaḋ gaċ uile béul,
Psal. 143. agus go mbeiṫ an doṁan uile cionntaċ
2. do ḃreiṫeaṁnus Dé.
*Psal. Gal. 2. 16. 20. Ar a naoḃarsin ni sóirfeóċ-
ṫear éinneaċ na fiadnuisesion ó oibriġiḃ
an dlíġe: óir is tré an dliġeaḋ tig
aiṫne an ṗeacaiḋ.
21. As a nois a néagmuis a dliġe
atá ceart Dé ar na ḋéunaṁ follas, ar
na ḋearbaḋ lé fiaḋnuisi an dliġe agus
na bfáiḋeaḋ.
22. Ceart Dé [a deirim] tré ċrei-
deaṁ Iósa Críosd dá gaċ aonduine, a-
gus ar gaċ aon ċreideas: óir ni bfuil
eidirdeaługaḋ ann.
23. Oir do ṗeacaiġ a ṅuile duine,
agus atáid a néagmuis ġlóire Dé.
24. Agus atáid ar na saoraḋ a
naisgiḋ ré na ġrásaiḃsean trés an
bfuasglaḋ do rinneaḋ lé Iósa Críosd:
25. Noċ do órduiġ Dia na ċeann
réiḋtiġ tré ċreideaṁ ann a fuil, ċum a
fírinntasa dfoillsiuġaḋ, tré maiṫeaṁ-
ċas na bpeacaḋ do ċuaiḋ ṫarainn,
26. A bfoiġid Dé, ċum a fírin-
tasa féin dfoillsiuġaḋ ann sa naiṁ-
sirsi do láṫair: ionnus go mbiaḋ sé
féin ceart, agus go sóirfaḋ sé an té
atá do ċreideaṁ Iósa.
27. Ar a naoḃarsin cáit a bfuil
an mórdáil? atá sí ar na cur amaċ.
Cia an dliġeaḋ [lér cuireaḋ amaċ í?]
an [tré dliġeaḋ] na noibreaċa? ni headh,
aċ tré dliġeaḋ an ċreidim.
28. Measamaoid ar a naoḃarsin, gur
lé creideaṁ sóirtar an duine a néagmuis
oibreaċ an dlíġe.
29. An leis na Iúdaiġiḃ aṁáin
Dia? a né nac leis na cineaḋaċaiḃ é
mar an cceḋna? go deiṁin [a sé Dia]
na gcineaḋaċ é leis.
30. Oir is éin Dia sóirfeas an
tiṁċeallġearraḋ ó ċreideaṁ, agus an
neiṁṫiṁċeallġearraḋ tré ċreideaṁ.
31. Uime sin a ndéunmaoid an dli-
ġeaḋ neiṁṫábhaċtaċ tré san gcreideaṁ?
nár léige Dia sin: aċ fós neartuiġe-
mid an dliġeaḋ.

## CAIB. 4.

Uime sin creḋ a déarham fuáir
Abraham ar natair do réir
na feóla?
2. Oir más ó oibreċa
do sírnaḋ Abraham, atá aḋbar maoiḋ-
eaċais aige, aċt ni a ḋtaoib Dé.
3. Oir creḋ a deir an sgrioptúir?
* Gein. 15. 6. Gal. 3. 6. Séum. 2. 23 * Do ċreid Abraham do Dhia, agus do
measaḋ sin ḋó mar fírinntaċt.
4. Aċt don té do ni obair, ni do
réir gráis measdar túarasdal ḋó, aċt
ḋó réir fiaċ:
5. Aċt don tí naċ déanann obair, aċ
ċreideas ann sa tí sórus an duine neim-
ḋiaḋa, measdar a ċreideam mar fírin-
taċt.
6. Amail a deir Dábi mar an gcé-
udna, gur beannuiġe an duine dá me-
sann Dia fírintaċt gan oibreċa: [ag
ráḋ,]
* Psal. 32. 1 7. * Is beannuiġe an dream agá bfuil
a ndroiċġníomarṫa ar na maiṫeam ḋó-
ib, agus agá bfuilid a bpeaċaiḋ ar na
bfolaċ:
8. Is beannuiġe an té ag naċ ccuirfi
an tiġearna peaċaḋ na leiṫ.
9. Ar a naḋbarsin an ann sa tim-
ċeallġearraḋ amáin atá an beannaċadsa,
nó fós ann sa neimṫimċeallġearraḋ? óir
a deirmid gur measaḋ a ċreideam Dá-
braham mar fírintaċt.
10. Masead cionnas do measaḋ ḋó é?
a né a nuair do bí sé sa timċeallġear-
raḋ, nó a nuair naċ raib? ni ann sa tim-
ċillġearraḋ, aċt ann sa neamṫimċill-
ġearraḋ.
11. Agus do ġlac sé comarṫa
an timċillġearṫa, séula fírintaċta an
ċreidim do bí aige an sa neamṫim-
ċeallġearraḋ, ionnus go mbeiṫ sé na
aṫair ag gaċ aon go ċreidfeaḋ san neim-
ṫimċillġearraḋ, do ċum go measfuiḋe
fírintaċt ḋóibsean mar an gcéudna:
12. Agus na aṫair an timċhill-
ġearrṫa, ni hé amáin don dream atá
don timċillġearraḋ, aċt mar an gcéud-
na don dream leanas lorg ċreidim ar
naṫar Abraham, noċ do bí aige ann sa
neamṫimċillġearraḋ.
13. Oir ni tré san dliġeaḋ [do
rinneaḋ] an geallaḋ Dabraham nó dá
ślioċt, go mbiaḋ sé na oiġre ar an
doman, aċt tré fírintaċt an ċreidim.
14. Oir má atá muinntir an dliġe
na noiḋriġib, atá an creideam ar na
ḋéunam díomaoin, agus an geallaḋ neim-
ṫábaċtaċ.
15. Do bríġ go noibriġeann an
dliġeaḋ fearg: óir giḋ bé áit naċ bfuil
dliġeḋ ni bfuil briseḋ dliġe ann sin.
16. Uime sin is ó ċreideam [atá a
noiḋreaċt,] ionnus [go mbiaḋ sí] tré
ġrásaiḃ, ċum na geallamna do beiṫ
diongmála don tsíol uile: ni hé amáin
don ċuid [atá] don dliġeḋ, aċt mar an
gcéudna don ċuid [atá] do ċreideam
Abraham, atá na aṫair aguinne uile.
17. (Mar atá sgriobṫa, * do óir- *Gein. 17. 5
duiġ mé tú ad aṫair do ċineaḋaċuiḃ iom-
ḋa,) a bfiaḋnuisi Dé dar ċreid sé noċ
a beoḋuiġeas na mairḃ, agus goireas na
neiṫe naċ bfuil, amail as do beidís ann.
18. [Abraham] noċ do ċreid fá
ḋóċus a naġaiḋ ḋóċais, go mbiaḋ sé
na aṫair iomaḋ cineaḋaċ, do réir mar
a duḃraḋ; * is mar sin biás do śí- *Gein. 15. 5
olsa.
19. Agus ar mbeiṫ neimṫeinn ḋó
a gcreideam, níor ċuir sé iona ṡúim go
raib a ċorp féin ċéana gan spreacaḋ,
ar mbeiṫ ḋó a dtimċeall ċéd bliaḋan,
ná [fós] a neimṫorrṫaċt mṡuineas broinn
Shára.
20. Agus níor ċuir sé cunntabairṫ
a ngeallaḋ Dé lé míċreideam: aċt do
neartuiġeaḋ é a gcreideam, ar dtab-
airṫ glóire do Dhia:
21. Agus do bí a láindeimhin aige,
an té tug an geallaḋ, gur ċumhaċtaċ
é ar ċhoimhlíonaḋ.
22. Ar a naḋbarsin do measaḋ so
ḋó mar fírintaċt.
23. Giḋeaḋ ni ar a sonsan amháin
do sgriobaḋ gur measaḋ so ḋó:
24. Aċt mar an gcéudna air ar
sonne dá measfuiġear é, ma ċreidmid
ann sa té do ḋúisiġ Íosa an dtiġearna
ó mharḃuiḃ.
25. Noċ

25. Noċ do báſruġeaḋ ar ſon ar gcionntaine, aguſ do haitbeóḋuġeaḋ ċum ſinne ſórraḋ.

---

## CAIB. 5.

AR a naḋbharſin tar éis ar ffírénta tré ċreidemh, atá ſíoṫċáin aguinn ré Dia, tré ar dTiġerna Iósa Críosd:

* Ephes. 2. 18. 2. * Tré na bfuaramar mar an gcéadna ſliġe tréſ an gcreidemh ċum na ngrása ann a ſeſmóid, agus a ndóchumóid gáirdeaċas fá ṁuiniġin glóire Dé.

3. Agus ni hé amáin, aċt do nimid gáirdeċus mar an gcéadna a dtrioblóidibh, do bríġ go bfuil a fios aguinn

* Iam. 1. 3 * go noibriġeann an trioblóid foiġid:

4. Agus an foiġid dearbhaḋ, agus an dearbhaḋ dóċus:

5. Aċt ni adnáiriġeann an dóċus, do bríġ go bfuil grádh Dé ar na dhórtadh ann ar gcroidhthibh tréſ an Spiorad naomh atá ar na ṫabhairt dúinn.

6. Oir do ḟulaing Críosd bás na am féin ar son na ndaoineadh neimhdiadha, an tan do bámar fós anbhann.

7. Oir go deimhin is deacair go bfuileongadh duine bás ar son fírénaiġ: óir dob éidir go lamhṫadh duine éigin bás dfulang ar son duine maith:

8. Aċt foillsiġidh Dia a ġrádh féin dúinne [ann so,] do bríġ ag mbeiṫ dúinn fós ar bpeacaċuibh, gur ḟuling Críosd bás ar ar son.

9. Ar a naḋbharsin tar éis ar ffírénta a nois lé na ḟuilsion, is mó go mór ċoiméudfuiġṫear sinn ṫrídsion ó feirg.

10. Oir má réidheadh eadruinne agus Dia tré bás a ṁic, a nuáir do bámar ar náimhdibh: is mó ná sin go mór ar mbeiṫ a naṫmhuinntearḋas dúinn ċoimédfuiġṫear sinn tré na beaṫasan.

11. Agus ni hé sin amáin, aċt mar an gcéudna do nimid maoidheamh a Ndia, tré ar dTiġerna Iósa Críosd, tré a bfuaramar a nois an ṫaṫmhuinntearḋas.

12. Ar a naḋbharsin mar ṫáinic an peacaḋ ar a ssaoġal tré ḋuine amáin, agus an bás tréſ an bpeacaḋ: is mar sin ráinic an bás na huile ḋaoine, ar son gur ṗeacuiġeadar uile.

13. Oir gus an dliġeaḋ do bí an peacaḋ ann sa tsaoġal, aċt ni ċuirṫear an peacaḋ a leiṫ duine a nuáir naċ bionn dliġeaḋ ann.

14. Giḋeaḋ do bí ríoġaċt ag an mbás ó Adhamh go Maoisi, ar a ndream fós nar ṗeacaiġ do réir ċosamhlaċta ceannairge Adhaimh, noċ atá na ḟioġair ag an té úd do bí ċum teaċta.

15. Aċt ni mar an gcoir atá an tioḋlacaḋ; óir má fuaradar mórán bás tré ṫuitim ḋuine amáin, is romó na sin do aċfuiniġ grás Dé, agus an tioḋlacaḋ tré ġrás a ndaoine Iósa Críosd do mhórán.

16. Agus ni mar an tédhuine do ṗeacuiġ [atá] an tabhartas: óir [táinic] an breiṫeamhnus tré ċoir amáin ċum damanta: aċt [táinic] an tabhartus ó iomad cionntaḋ ċum fírénta.

17. Oir más do bríġ cionċoire a máin do ġab an bás ríoġaċt tré ḋuine, is mó ná sin go mór do ġeubhaid an muinntir glacas foirlionadh grása agus ṫabhartais na fírénṫaċta, ríoġaċt a mbeaṫa tré ḋuine, [eadhon] Iósa Críosd.

18. Ar a naḋbharsin amhail as tré ċionċoir amáin [táinic breiṫeamhnus] ar na huile ḋaoinibh ċum damanta: is mar sin [táinic an tabhartus] tré ċóntsróraḋ amáin ar gaċ uile ḋuine, ċum fírénta na beaṫa.

19. Oir mar is tré easumhlas éunduine amáin, do rinneadh peacaiġ do ṁórán, is mar sin tré umhlas éunduine amáin, do ḋéantar fíréin do ṁórán.

20. Aċt táinic an dliġeaḋ, ionnus go méideoċaiḋe an ċoir: aċt sa ball ar méudaiġ an peacaḋ, [is ann] rug an grás bárr.

21. Ionas do réir mar do tiġearnuiġ an peacaḋ ċum báis, go dtiġearnóċaḋ grás mar an gcéudna tré fí-

fírinntas chum na beatha marthannaighe, tré Iósa Críosd ar dtighearna.

---

## CAIB. 6.



AR a nadhbharsin créd a déunum? an bhfanfum a gcomhnuidhe a bpeacadh, ionnus go líonfadh grás [Dé?]

2. Nár léige Día sin. Cionnas do fhéadfamaoisne atá marbh don pheacadh, mhaireachdain beó fós ann?

3. A né nach bhfuil a fios agaibh, * an méid dhínne do baisdeadh a nÍosa Críosd, gur baisdeadh sinn ann a bhás san?

*Gal. 3. 27.

4. Ar a nadhbharsin * atámaoid adhlaicthe maráon ris san tré baisdeadh chum báis: ionnus do réir mar do tógbhadh suas Críosd ó marbhaibh, chum glóire a athar: gur mar sin mar an gcéudna do dhéunmaois siubhal a nuáidheachd beatha.

* Coloss. 2. 12.

5. Oir dá raibh sinn air ar bplandughadh maráon ris ion a gcosmhuileas a báis: biam mar an gcéudna a gcosmhuileas a eiséirghe:

6. Ar mbeith fios so aguinn, go bhfuil ar sendhuine ar ná céusadh maráon ris ion, do chum go sgriosfuidhe corp an pheacaidh, ionnus nach dhéanamáois seirbhís ó so suas don pheacadh.

7. Oir an tí fuáir bás, is sáor é ó pheacadh.

8. Agus má fhuaramar bás maráon ré Críosd, creidmid go mairfem mar an gcéudna maráon ris.

9. Ar mbeith a fios aguinn, ar néirghe do Chríosd ó marbhaibh, nach bfuighe sé bás ní sa mó: ní bhfuil tighearnus feasda ag an mbás air.

10. Oir ar bhfaghail báis dó, is don pheacadh fuáir sé bás éunuáir amháin: as ar mbeith beó dó, is do Dhía atá sé beó.

11. Agus mar an gcéudna is measda dhaoibhsi go bhfuiltí marbh don pheacadh, agus beó do Dhía, tré Iósa Críosd ar dtighearna.

12. Ar a nadhbharsin na bíodh ríoghas ag an bpeacadh ion bhur gcorp sómharbhtha, ionnas go dtiubhradh sibh umhlas dó ann ainmianaibh.

13. Agus na tugaidh bhur mbaill na náirmaibh éugcóra don pheacadh: as tugaidh sibh féin do Dhía, mar [dhrung] atá beó ó marbhaibh, agus bhur mbaill na náirmaibh fírinntasa do Dhía.

14. Oir ní biáidh tighearnus ag an bpeacadh oraibh, do bhrígh nach fáoi an dligheadh atá sibh, as fáoi ghrásaibh.

15. Créd eile masedh? a ndéanam peacadh, ar a nadhbhar nach bhfuilmid fáoi an dligheadh, as fáoi ghrásaibh? nár léige Día sin.

16. An é nach bhfuil a fios agaibh; * gidh bé dá dtabhartháoi sibh féin mar seirbhísighibh chum umhlasa, gur seirbhísigh sibh don tí dá numhlaighthí, más do pheacadh chum báis, nó dumhlas chum fírinntasa?

* Eoin. 8. 34. 1 Phead. 2. 19.

17. As buidheachas ré Día go rabhabhair bhur seirbhísighibh ag an bpeacadh, as dumhlaigh sibh ó chroidhe don foirm teagaisg do tugadh dhíbh.

18. Agus ar mbeith dhíbh ar bhur sáoradh ó pheacadh, do rinneadh seirbhísigh don fíréuntas dhíbh.

19. Is mar dhuine labhrum, ar son anbfainne bhur bhfeóla sa. Oir do réir mar thugabhair bhur mbaill na seirbhíseachaibh do neamhghloine agus do bhriseadh na naitheantadh chum sgcóra: tabhraidh a nois mar an gcéudna bhur mbaill na seirbhíseachaibh don fírinntas chum náomhtha sa.

20. Oir an tan do bhí sibh bhur seirbhíseachaibh ag an bpeacadh, do bhí sibh sáor ó fhíréntas.

21. Ar a nadhbharsin créd é an toradh fuarabhair a nuáirsin ann sna neithibh fá a bhfuil náire a nois oraibh. Oir as é as críoch dóibh bás.

22. As a nois ar mbeith dhíbh ar bhur sáoradh ó pheacadh, agus ar bhur ndéunamh bhur seirbhíseachaibh do Dhía, atá toradh agaibh chum náomhthasa, agus an chríoch deiridhnach, an beatha mharthanach.

23. Oir asé as tuarasdal don pheacadh,

pḟeacaḋ, bás: as [asé] tabartus Dé an beaṫa maṙṙṫanaċ, tré Iosa Criosd ar dTiġearna.

## CAIB. 7.

ANé naċ bfuil a fios agaibh a ḋearbhraiṫre, (óir as ris an luċt agá bfuil fios an reaċta laḃraim) go bhfuil cumaċta ag an reaċt ar ḋuine, ar feaḋ a ṡaoġail?

*1 Cor. 7. 39. 2. * Oir an bean atá pósda ré fear, atá sí ceangailte ḋe feaḋ a saoġail, do réir an reaċta: giḋeaḋ dá bfaġaḋ a fear bás, atá sise saor ó reaċt a fir.

3. Uime sin ré saoġal a fir dá raib sí ag fear eile, goirfiġṫear meirdreaċ ḋi: giḋeaḋ dá bfaġaiḋ a fear bás, atá sí saor ón reaċt, ionnus naċ meirdreaċ í, ar son í beiṫ ag fear eile.

4. Ar a naḋbarsin a ḃraiṫreaċa, atá sibse leis marḃ don reaċt tré ċorp Criosd: ionnus go mbiaḋ sib ag fear eile, noċ do tógbaḋ suas ó marḃaib, ċum toraiḋ do ṫabairt dúinn do Ḋhia.

5. Oir an tan do bámar sa bfeóil, do bioḋ miangus na bpeacaḋ tré an reaċt ag oibriuġaḋ ann ar mballaib, ċum toraiḋ do ṫabairt ċum báis.

6. As a nois atámaoid ar ar saoraḋ ón reaċt, ar mbeiṫ don ní lear congmaḋ sin marḃ: ionnus go ndéanamaois seirbis a núaiḋeaċt na sbioraide, agus ní na ḃseanaiġeaċt na leitre.

7. Ar a naḋbarsin créud a ḋéanam? a né gur peacaḋ an reaċt? nar léige Dia sin. Giḋeaḋ ní raib fios peacaiġ agum aċt tré an reaċt. Oir ní biaḋ eólus ar miangus agum, muna nabraḋ an reaċt, * na bioḋ miangus ort.

*Exod. 20. 17. Deut. 5. 21.

8. Agus ar ngabáil ċionfáṫa don peacaḋ tré a naiṫne, do oibriġ sé ionnum gaċ uile ġné miangais, óir a bfeugmais an reaċta [do bí] an peacaḋ marḃ:

9. Agus do bí misi ar uáiriḃ beó a bfeugmais an reaċta: aċt ar dteaċt do naiṫne, do aiṫbeóḋaiḋ an peacaḋ, agus fuáir misi bás.

10. Agus a naiṫne úd [do hordaiġeaḋ] ċum beaṫa, friṫ ḋamsa i chum báis.

11. Oir ar ngabáil ċionfáṫa don peacaḋ tres a naiṫne, do ṁeall sé mé, agus lé sin do marḃ sé mé.

12. Ar a naḋbarsin atá an reaċt gan amaras naoṁṫa, agus a naiṫne naoṁṫa, agus coṁṫrom, agus maiṫ.

13. Uime sin, an bfuil a ní maith ar na ḋeunaṁ na bás ḋamsa? nar léigiḋ Dia sin. Aċt an peacaḋ, ionnus go mbiaḋ sé follus na peacaḋ, do oibriġ sé bás ionnum, tres a ní maiṫ, do ċum go mbiaḋ an peacaḋ na peacaḋ áiḋbeileaċ tres a naiṫne.

14. Oir atá a fios aguinn go bfuil an reaċt sbioradálta, aċt atáimse collaiġe ar mo reic faoi peacaḋ.

15. Oir ní ṫuigim an ní do ním: óir ní hé an ní is mian liom do ním, aċt a ní fuaṫaiġim a sé do ním.

16. Agus má sé a ní naċ mian liom do ním, tigim leis an reaċt gur maiṫ é.

17. Ar a naḋbarsin ní misi feasda do ní é, aċt an peacaḋ ċoṁnaiġeas ionnum.

18. Oir atá a fios agam naċ bfuil maiṫ ar biṫ na coṁnuiḋe ionnum, eadhon um ḟeóil: óir atá an toil a bfogus dam, aċt ní faġaim [sliġe ar biṫ] ċum na maiṫeasa do ċríoċnuġaḋ.

19. Oir ní ḋéanaim an maiṫ is mian liom: aċt an tolc naċ mian liom, a sé do ním.

20. Agus má nímse a ní naċ mian liom, ní misi do ní é feasda, aċt an peacaḋ ċoṁnuiġeas ionnum.

21. Ar a naḋbarsin do ġeibim dliġeaḋ, an tan is mian liom maiṫ do ḋéanaṁ, go bfuil an tolc do laṫhair agam.

22. Oir atá fonn agam a reaċt Dé, do réir an duine taoḃ asdiġ:

23. Aċt do ċím reaċt eile ann mo ballaib ag caṫuġaḋ a naġaiḋ reaċta mintinne, agus dom ṫabairt a mbruiḋ do reaċt an peacaiḋ, noċ atá am ballaib.

24. Uċ

24. Uċ mo ṫruaiġe: cia ṡaorfus mé ó ċorp an báis so?

25. Beirim buiḋeaċus ré Dia tré Iosa Criosd ar dtiġearna. Uime sin do niṁse go deiṁin am inntinn seirbhis do reaċt Dé, aċt am ḟeóil do reaċt an peacaiḋ.

## CAIB. 8.

AR a nadhbharsin ni ḃfuil damnughaḋ ar biṫ a nois don dream atá a Niosa Criosd, naċ siubhlann do réir na feóla, aċt do réir na spioruide.

2. Oir do ṡaor dliġeaḋ spioruide na beaṫa a Niosa Criosd, mise ó dhliġeaḋ an peacaiḋ agus an báis.

3. Oir an ni nár ḃféidir don dliġeaḋ do ḋéanamh, ar mbeiṫ dhó anbfann tréas an bfeóil, ar gcur a ṁic féin do Dhia a gcosaṁlas ċolla an peacaiġ, agus ar son peacaiġ, do ḋamnuiġ sé an peacaḋ sa ccolluinn.

4. Ionnus go gcoimhlíonfuiḋe ceart an dliġe ionnuinne, naċ siubhlann do réir na colla, aċt do réir na spioruide.

5. Oir an dream atá do réir na feóla, smuáintiġid siad neiṫe bheanas ris an bfeóil: aċt an dream atá do réir na spioruide, na neiṫe bheanas ris an spiorad.

6. Oir is bás gliocas na feóla: aċt is beaṫa agus síoṫċáin gliocas na spioruide:

7. Oir is námhadus a naghaiḋ Dé gliocas na feóla, óir ni umhluiġeann sé do dhliġeaḋ Dé: agus fós ni héidir leis.

8. Ar a nadhbharsin an dream atá do réir na feóla, ni héidir leó toil Dé do ḋéanamh.

9. Aċt ni ḃfuiltiṡi do réir na feóla, aċt do réir na spioruide: má atá spiorad Dé na commhuiḋe ionnuibh. Aċt gidh bé naċ ḃfuil spiorad Chriosd aige, ni lé Criosd an duinesin.

10. Agus má atá Criosd ionnuibh, [atá] an corp go deiṁin marbh do ṫaoibh an peacaiġ: aċt [is] beaṫa an spiorad tré fhíréantaċt.

11. Aċt má ċomhnuiġeann ionnuibh spiorad an té do ḋúsiġ Iosa ó ṁarbhuiḃ: an té do ḋúsiġ Criosd ó ṁarbhuiḃ, beoḋóċaiġ sé bhur gcuirp ṡomharbhṫaċasa mar an gcéudna, tré na spioradsion ċomhnuiġeas ionnuiḃ.

12. Uime sin a bhráiṫreaċa ni don ḟeóil atámaoid ar bfeiṫeamhnuiḃ, ar ċor go gcaiṫfeamaois ar mbeaṫa do réir na feóla?

13. Oir más do réir na feóla ċaiṫfiḋe bhar mbeaṫa, do ġeubhṫaoi bás: aċt má ṁarbhṫaoi gníomharṫa na colla leis an spiorad, do ġeubhṫaoi beaṫa.

14. Oir an méid treóruiġṫear lé spiorad Dé, a siad clann Dé iad.

15. Oir níor ġabhabhar ċuguibh spiorad na seirbhise a ris ċum eagla, aċt do ġabhabhar ċuguiḃ * spiorad atarġaḋ na cloinne, tré ngoirmid Abba, a aṫair. * Gal. 4.6.

16. Do ni an spioradsa fiadhnuisi lé ar spioruide, gur clann do Dhia sinn.

17. Agus más clann, is oiḋriġe fós sinn: oiḋriġe gan amharas do Dhia, agus comoiḋriġe do Chriosd: má ḟulaingmid a néinfeaċt [ris,] ionnus go mbemis a ccomhglóir [ris.]

18. Oir measaim naċ fiu na neiṫe ḟulaingemid sa naimsirse a láṫair, an ġlóir ḟoillseoċṫar dhúinn.

19. Oir atá feiṫeamh díṫċeallaċ gaċ creatúir ag fuireaċ ré foillsiughaḋ ċloinne Dé.

20. Oir atá an creatúir fá mursantas an díomhaoinis, ni dá toil féin, aċt ar son an té do ċuir fá mursantas é;

21. Al muiniġin go saorfuiḋe an creatúir féin ó ṡeirbhis na truaillidheaċta, go saoirsi ġlóire ċloinne Dé.

22. Oir atá a fios aguinn go ḃfuil a nuile ċreatúir ag osnaiġe, agus a bpéin mar mhnaoi ré cloinn má rón roimhe gus a nuigse.

23. Agus ni [hiadsan] amháin, aċt sinne féin agá ḃfuil cédtoraḋ na spioruide, bímid ag osnaiġe ionnuinn féin, ag feiṫeamh ré atarġaḋ na cloinne, fuasgladh ar gcuirp.

24. Oir

24. Oir as lé dóigh atámaoid sá-
balta, as má chítear an dóigh ni dóigh í.
Oir créd fá a mbiadh dóigh ag neach rís
an ni do chí sé.
25. As má bhíon sinn agoinn rís an
ni nach bfaicmid, do nimid fuireach tre
foighid.
26. Agus is mar an gcédna fói-
ridh an spiorad ar néagcrúaisne. Oir
ni bhfuil a fhios agoinn créd do iarrfad-
maois a nurnaighe mar budh cóir: as do
ni an spiorad féin urnaighe ar ar son
lé hosnaidhibh do-inse,
27. As atá a fhios ag sgrúdaighe-
óir na gcroidhthe créd é toil na spio-
raide: óir is do réir [tola] Dé ghui-
dheas sé ar son na naomh.
28. Agus atá a fhios agoinn go
gcomhoibrighid gach uile ni chum maitheasa
do na daoinibh ghráidhigheas Dia, noch atá
ar na ngairm do réir ordaigheasion.
29. Oir an dream do réumhaithin sé,
do réumhórdaigh sé a mbeith comhcosmhuil
doiomháig a mhic féin, ar chor go mbeith
seision na chéidghein eidir mhórán deirb-
rathar.
30. Agus an dream do thogh sé roimh
láimh, do ghoir sé iad mar an gcédna:
agus an dream do ghoir sé, do shaor sé
iad mar an gcéudna: agus an dream
do shaor sé, tug sé glóir dóibh mar an
gcéudna.
31. Uime sin créd a déaram fa na
neithibhsi? má [atá] Dia linn, cia [fé-
dus beith] ar nar naghaidh?
32. An té nar choigill a mhac dílis
féin, as tug ar ar son uile é, cionnas
nach ttiodhlaicfeadh sé dhúinn gach uile ni
maille ris?
33. Cia chuirfeas coirthe a naghaidh
daoine toghtha Dé? [a sé] Dia shaoras.
34. Cia daimheónas? Criosd fuair
bás: Agus fós do rinne a eiséirghe:
noch atá ar deis Dé, agus fós ghuidheas
ar ar son.
35. Cia dhealóchas sinn ó ghrádh Chri-
osd? triobloid, nó amgar, nó dibeirt,
nó gorta, mó lomnochtuighe, nó peiria-
cul, nó cloidheamh?
*Psal. 44. 22. 36. (Mar atá sgríobhtha; * is ar
do sonsa marbhthar sinn ar feadh an laoi:
atámaoid ar ar meas mar chaorcha ré hús
a marbhtha.)
37. As buáidhemid iomtha so uile,
tréas an té do ghráidhigh sinn.
38. Oir atá a deirbhfios agam, nach
budh héidir lé bás, na lé betha, na lé
hainglibh, ná lé huachtaranachtaibh, ná lé
cumhachtaibh, ná leis na neithibh atá do lá-
thair, ná leis na neithibh atá chum teacht,
39. Ná lé hairde, ná lé doimhne, ná
lé creatúir ar bith eile, sinne dhealughadh
ó ghrádh Dé, atá a Niósa Criosd ar
dtighearna.

---

## CAIB. 9.


Deirim a nfírinne a gCriosd,
ni déunaim bréag, ar mbeith
dom choguas ag déunamh fi-
adhnuise dam tres an spio-
rad naomh,
2. Go bhfuil tuirse mhór oram, agus
doilgheas a gcomhnuidhe ar mo chroidhe.
3. Oir do ordeóchuinn mé féin do
beith dealuighthe ó Chriosd ar son mo
dhearbhraithreach, mo dhaoine gaoil do réir
na feóla.
4. Noch atá na Nisraheliaigh: ag
ar leó atarghadh na cloinne, agus an
ghlóir, agus an tiomna, agus ordughadh
an reachta, agus seirbhis Dé, agus na
geallamhnacha.
5. Ag ar díobh na haithre, agus ó
a bhfuil Criosd do réir na feóla, atá
na Dhia ós cionn na nuile beannaighthe go
siorruidhe. Amén.
6. Giodhedh ni héidir briathar Dé a
beith gan éifeacht: óir ni hé gach éundui-
ne [thig] ó Israhél; atá na Israhé-
lach.
7. Agus ni ar son go bhfuilid siad
na síol ag Abraham, [atáid] siad
uile na gcloinn: as a * Nisaac ain- *Gein. 21.
mneochar dhuit síol. 12.
8. A sé sin ré a rádh; ni hiad
clann na feóla, clann Dé: * as clann na *Gal. 4. 28.
geallamhna meastar mar shíol.
9. Oir a si so briathar na geal-
lamhna;

* Gein. 18. 10. lamna; * tiocfuidh mé fá namsa a ris,
agus biaidh mac ag Sára.

10. Agus ni hé amáin, acht Rebecca
mar an gceudna a nuáir do toirrcheadh
í ó neach áirighe [eadhon] Isáac ar nath-
air ne,

11. Oir sul rugadh [na leinibh] a-
gus sul do rinneadar mait ná olc, ar
chor go mbiadh órdughadh Dé do réir na
togha seasmhach, ni ó oibrighthibh acht ón
té goirios,

* Gein. 25. 23. 12. A dubhradh ria, * go ndéanadh
an té is sine seirbhís don té is óige.

* Mal. 2. 2, 3. 13. Mar atá sgriobhtha; * do
ghrádhaigh mé Iácob, agus do fhuathaigh
mé Esau.

14. Uime sin créad a déaram? an
[bhfuil] éagcóir ag Dia? biodh a bfad
uáin sin do rádh.

* Exod. 33. 19. 15. Oir a deir sé ré Maoise;
* do dhéana mé trócaire ar an té ar a
ndéuna mé trócaire, agus do dhéuna mé
truaighe don té dá ndéunuidh mé
truáighe.

16. Ar a nadhbharsin ni ón té léir
ab áill, ná on té riotas [atá an togha]
acht ó Dhia do ni trócaire.

* Exod. 4. 16. 17. Oir a deir an sgriorptúir ré
Pharáo; * is chuige so féin do thóig
mé súas tú, ar chor go bfoillsigheochuinn
mo chumhachta ionnad, agus go ninnéosdaoi
mainm ar fedh na talman uile.

18. Uime sin do ni sé trócaire ar
an té is áill leis, agus cruáidighe sé
an té is áill leis.

19. Acht a déarа tú riom; maseadh
créud fá bhfuil fearg air? óir cia chuir
a naghaidh tola?

20. Acht ó a dhuine, cia tusa tag-
* Isa. 45. 9. ras a naghaidh Dé? * a naibeóra an ni
do cumadh ris an té do chum é, créd fá
a ndearnuidh tú mé mar so?

21. A né nach bhfuil cumhachta ag
* Jer. 18, 6. Leabhair an Ghliocais 15. 7. * ceard na criadh ar an gcréafóig, ionnas
go ndéanadh sé soitheach chum onóra, agus
soitheach eile chum neamhonóra dhéanadhbhar
amáin?

22. Acht má dfulaing Dia, chum a
feirge féin a thaisbéanadh, agus a chum-
acht do dhéanamh follus, tré iomad foi-
ghide le soithighibh na feirge do hór-
duigheadh chum damanta?

23. Agus do chum go bfoillseochadh
sé saidhbhreas a glóire féin do soithighibh
na trócaire, do ullmhuigh sé ó thús chum
glóire?

24. [Eadhon] dhuinne noch do ghoir
sé, ni as na Iúdhaighibh amáin, acht fós
as na cinidhachaibh.

25. Mar a deir sé fós a Nosea,
* goirfidh mé mo pobal féin don pobal * Ose. 2. 23. 1 Phead. 2. 10.
nár leam: agus mo ghrádh féin don
mnaoi nach raibh am ghrádh.

26. Agus teigeamhuidh, an sa nionadh * Ose. 1. 10.
a ndubhradh riu, ni sibhsi mo pobalsa,
go ngoirfighear sa náit chéadna díobh clann
Dé bí.

27. Agus éighidh Esaias ar Isra-
hél; * biodh go mbeith uimhir chloinne Is- * Isa. 10. 22, 23.
rahél mar ghaineamh na fairrge, sláineóch-
thar a bfuighleach.

28. Oir do dhéana sé cuntas agus
cuirfidh sé a naithgearr é maille ré com-
throm: óir is cúntas aithgearr do dhéana
an tigearna ar an dtalamh.

29. Agus mar a dubhairt Esaias
roimhe, muna bfágbhadh tigearna na slú-
agh siol againn, do dhéantaoi sinn mar Sho-
dom, agus do biadhmaois cosmhuil lé
Gomorra.

30. Ar a nadhbharsin créd a dhéa-
ram? go rugadar na cinidheacha nár
lean don fhiréantas, ar an bhfiréantas,
[.i.] an firéantas atá ón chreideamh.

31. Acht Israhél do lean reacht na fi-
réantasa, ni rangadar go reacht na fi-
réantasa.

32. Créd uime? do bhrigh nach ó
chreideamh, acht mar do beith ó oibrighthibh
an reachta [do iarradar í:] óir fuara-
dar oilbéim fá chloich na hoilbéime.

33. Mar atá sgriobhtha; * féuch, * Isa. 8. 14. & 28. 16. 1 Phead. 2. 6.
cuirim a Sión chloch oilbéime agus car-
raig thuislidh, agus gidh bé chreideas an
ni bhfuighe sé náire.

Caib.

## CAIB. 10.

Bhraiṫre, go deiṁin atá deaġṫoil mo ċroiḋe agus murnuiġe ċum Dé ar son Israél ċum a slánuiġṫe.
2. Oir do ním dfiaḋnuisi dóib, go bfuil teas ġráḋa Dé aca, as ní do réir eóluis.
3. Oir ar mbeiṫ ainḃfesaċ dóib a bfírḟntas Dé, agus ag iarruiḋ a bfírḟntas féin do ṡesaḋ, níor islíġedar iad féin dfírḟntas Dé.
4. Oir a sé Críosd foirċeann an reċta ċum fírentasa dá gaċ aon a ċreidios.
5. Oir sgríobuiḋ Máoise ar an bfírentas [ṫig] ón reaċt; * gidh bé duine dhéanus iad, mairfiḋ sé tríoṫa.
*Lebhit.18.5. Ezech.20.11. Gal.3.12.
6. As an fírḟntas [ṫig] ó ċreidem, is mar so a deir sí; * ná habair ann do ċroiḋe féin cia raċas súas ar neaṁ? is ionann sin agus Críosd do ṫabairt a núas.
*Deut.30.11.
7. Nó cia raċas síos don dubaigéin? is ionann sin agus Críosd do ṫabairt a ris ó ṁarbuiḃ.
8. As créd a deir sí? * atá an briaṫar a ngar duit ann do béul agus an do ċroiḋe, a sí so briaṫar an ċreidiṁ do nímid do ṡeanmóir.
*Deut.30.14.
9. Eaḋon dá naḋma tú ód beól an tiġearna Íosa, agus dá gcreide tú ad ċroiḋe gur tóg Dia é ó ṁarbuiḃh, sláineóċṫar tú.
10. Oir is ris an gcroiḋe ċreidṫear ċum fírḟntasa, agus leis an mbéul do níṫear aḋṁáil ċum slánaiġe.
11. Oir a deir an sgrioptúr; *gidh bé ċreideas ann san, ní bfuiġe sé náire.
*Isa.28.16
12. Oir ní bfuil diffir ar biṫ eidir an Iúduiḋe agus an Ġréugaċ ann. Oir is éintiġearna dóib uile, atá saiḋbir dá gaċ uile duine ġoireas é.
13. * Oir gidh bé duine ġoirfeas ainm an tiġearna, sláineóċṫar é.
*Ioel.2.32. Gníomh.2.21.
14. As cionnas ġoirfid siad an té ann nar ċreideadar? agus cionnas ċreidfid siad ann sa té naċ ccúaladar teasḋ ṫairis? agus cionnas ċluinfid siad gan seanmóntuiġ?
15. Agus cionnas do ḋéanuid siad seanmóir, muna ċuirṫear [ċuige] iad? mar atá sgriobṫa, *ó créd é breáġas ċos na muinntire ṡoisgéulas an tsíoṫċáin, ṡoisgéulas neiṫe maiṫe.
*Isa.52.7. Nahum.1.15.
16. As níor uṁluiġeadar uile don tsoisgéul. Oir a deir Esaias; * a ṫiġearna cia ċreid dar seanmóirne?
*Isa.53.1, Eóin.12.38.
17. Uime sin is tré éisdeasḋ [ṫig] an creideaṁ, agus an téisdeasḋ tré ḃréiṫir Dé.
18. As a deirimse; a né nach ccúaladar? * do ċuáiḋ a bfuáim go deiṁin fá gaċ uile ṫalaṁ, agus a mbriaṫra go leiṫimeal an doṁain.
*Psal.19.4
19. As a deirim; a né náċ raiḃ a ḟios ag Israhél? a deir Máoisi ar tús; * cuirfiḋ mé tnúṫ oruiḃ lé [cineaḋ] naċ bfuil na ċineaḋ: lé cineaḋ mioṫuigseaċ cuirfiḋ mé fearg oruiḃ.
*Deut.32.21.
20. Agus atá Esaias dána, agus a deir sé; *friṫ mé leis a ndream naċ ar iarr mé: do rinneaḋ follus mé don dream nár iarr mo ṫuarasgbáil.
*Isa.65.1.
21. As a deir sé a naġuiḋ Israhél; * do ṡín mé amaċ mo láṁa feaḋ an laói ċum pobuil easuṁuil labrus am aġaiḋ.
*Isa.65.2.

---

## CAIB. 11.

Uime sin fiafruiġim nar ṫeilg Dia a pobal féin úaḋa? nár léige Dia sin. Oir is Israhélach misi féin do ṡlioċt Abraham, do ṫreiḃ Bheniamin.
2. Níor ṫeilg Dia uáiḋ a phobal féin do aiṫin sé ó ṫús. A né naċ bfuil a ḟios aguiḃ créd a deir an scrioptúr a dtimċeall Elias: cionnas do ní sé casaóid ré Dia a naġaiḋ Israhél ag ráḋ:
3. * A thighearna do ṁarbadar ṫfaiḋe; agus do leagadar síos haltóraċa: ⁊ do fágbaḋ misi am aonar, ⁊ atáid siad ag iarruiḋ manma.
*1 Riogh.19.14.

* 1 Riogh. 19. 18. 4. Aċ créd é an ḟreagra do bheir Dia ḋó? * do ċoiméd mé dam féin seaċt mile fear nár ḟill a nglúine do Bhaal.

5. Ar a nadhbharsin is mar sin do fágbhadh fuilleaċ ann sa naimsirsi do réir toġṫa na ngrás.

6. Agus más tré ġrás, ni ó oibriġṫib [atá sé] feasda, nó ni grás an grás uáid sin amaċ. Aċ más ó oibriġṫib, ni grás é as sin suas: nó ni hobair a nobair feasda.

7. Créd eile másead? an ni iarrus Israhél, ni ḟuáir se é: aċ fuáradar na daóine toġṫa [é,] agus do dallad an ċuid eile.

* Isa. 29. 10. 8. Mar atá sgriobṫa; * tug Dia spiorad ċollataċ dóibh: * súile chum naċ bfaicfedís, agus clúasa ċum naċ ccluinfedís gus a niug.
* Isa. 6. 9.

* Psal. 69. 22. 9. Agus a deir Dáibi, * bioḋ a mbórd mar ḋul, agus mar ġléus gabála, agus mar adhbhar oilbéime, agus mar ṁallaċt dóibh.

* Psal. 69. 23. 10. * bioḋ a súile dall ċum naċ bfaicsid siad, agus cromsa a ndromana a gcomhnuiḋe.

11. Uime sin fiafruiġim, an bfuáradar tuisleaḋ ċum go dtuitfedís? nár léigiḋ Dia sin: aċ sé a dtuitimsion slánuġaḋ na ccineaḋaċ, chum tnúṫa do ċur orrṫasan.

12. Agus más é a dtuitimsion saidhbhrios an domhain, agus a laġduġaḋ saidhbhrios na gcineaḋaċ: a né naċ mó ná sin a lionmhaireaċt?

13. Oir is ribhsi na cineaḋuiḃ labhruim, do bríġ gur mé absdal na gcineaḋaċ, onóruiġim moifig féin.

14. Dá ḟéuċuinn an bféudfuinn ar ċor ar biṫ tnúṫ do ċur ar mo ċoimfeóil féin, agus cuid éigin díobh do ṡlánuġaḋ.

15. Oir más é a ndiultaḋsan is réiteaċ don domhan, créd é a nathġabháil, aċ beaṫa ó marbhuiḃ?

16. Oir má [atáid] na ċéadtórrṫa naomṫa, [atá] an ċuid eile [naomṫa] mar an gcéudna: agus má [atá] an ṗréṁ naomṫa, [atáid] na géuga leis.

17. Aċ má atá cuid éigin do na géuguiḃ ar na ngearraḋ de, agus gur crannġ ṫusa na nionaḋ, agus gur roinnġ fréṁ agus súġ ċroinn na hola fíne riot, ar mbeiṫ duit ad ċrann ola fiaḋáin:

18. Na bioḋ uáill ort a naġaiḋ na ngéug: aċ ma bionn uáil ort, ni ṫusa iomċras an ḟréṁ, aċ an ḟréṁ ṫusa.

19. Uime sin a déara tú, do gearraḋ na géuga de ċum go bplanndeóċṫaoi misi [na náit.]

20. Is maiṫ sin: is tré míċreideaṁ do gearraḋ iad, agus seasuiġ ṫusa tré ċreideaṁ: ná bi áirdinntinneaċ, aċ bioḋ eagla ort.

21. Oir ma nar ċoigill Dia na géuga nadúrṫa, dob éidir naċ ccoigeólaḋ sé ṫusa mar an gcéadna.

22. Ar a nadhbharsin tabhair do ḋe toirbheartas agus búirbe Dé: a búirbe do ṫaobh na muintire do ṫuit, aċ a toirbheartas duitsi, dá bfana tú ann a toirbheartus: nó gearrfuiḋear ṫusa mar an gcéudna.

23. Agus plainnteóċṫar iad súd a rís, aċ muna bfanuid siad a míċreideaṁ: óir is éidir lé Dia a gcur a steaċ a rís.

24. Oir má gearraḋ ṫusa don ċrann ola do bí fiaḋáin ó nadúir, agus gur crannġ ṫusa naġaiḋ nadúra a gcrann na fíonola: a né naċ mó na sin ċuirfiḋear na géugasa atá nadúrṫa ann a gcrann ola féin.

25. Oir ni háill leam, a bráiṫre, aineólas na rúndiamhairsi do beiṫ oruibh, do ċum náċ biaḋ sib glic ann bur mbaramhluiḃ féin:) go dtárrla daille ḋó ċuid Israél, nó go dti iomláine na gcineaḋaċ a steaċ.

26. Agus mar sin slánóċṫar Israél uile: mar atá sgriobṫa, * ticfa an fear sáorṫa as Sión, agus fillfiḋ sé neamhḋiadaċt ó Iacob. * Isa. 59. 20.

27. Agus a sé so mo ċonnraḋ riu, an tan ṫoigéubas mé a bpeacaiḋ uaṫa.

28. Uime sin do ṫaobh an tsoisgéil, [atáid siad] na naimhdibh ar bur sonsa: aċ do thaobh na toghtha, [atáid siad] gráḋhaighṫe ar son na naithreach.

29. Oir

29. Oir atáid tiodhlaice agus gairm Dé gan aithreachus.
30. Oir do réir mar nach ttugabhairse a nallód umhlas do Dhia, agus fúarabhair trócaire a nois, tré na neas-umhlassan:
31. As mar an gcéudna a nois níor chreideadarsan da bhur dtrócairesi, ionnus go bfuighedis féin trócaire mar an gcéudna.
32. Oir do dhúin Dia iad uile a neimhchreideamh, do chum trócaire do dhéunamh orrtha uile.
33. O créd é doimhne saidhbhris eagna agus eólais Dé. Créd é deacrachd a bhreitheamhnas do chuartughadh, agus lorg a shlighead do leanmhuin.
*Isa.40.13. 1Cor.2.16 34. *Oir cia agá raibh fios inntinne an tighearna? nó cia bá comhairleach dó?
35. Nó cia tug dó ní ar tús, agus do gheubhaidh sé a chúitiughadh leis?
36. Oir is úadhasan, agus thrídsion, agus ar a sonsan [atáid] na huile neithe. Glóir dó féin go siorruidhe. Amén.

## Caib. 12.

AR a nadhbharsin sirim dathchuinghe oraibh a dhearbhraithreacha, tré thrócaire Dé, bhur gcuirp do thabhairt na beó-iodhbairt, naomhtha, thaitneamhach do Dhia, bhur seirbhis réusúnta:
*Ephes.4.23. 2. Agus na cumaidh sibh féin ris a tsaoghalsa, * acht cruthaighidh sibh féin a natharrach chrotha ré hathnúadhughadh bhur nintinne, *ionnus go mbiadh a dhearbh agaibh, créud í toil mhaith, thaitneamhach, dhiongmhála Dé. *Ephes.5.17.
3. Oir a deirim ré gach aon eadruibhse, trés an ngrás do tugadh dam, gan gabháil ré a ais ní do thuigsin ós cionn a neithe is iomchubhaidh dó do thuigsin: acht a thuigsi do bheith réir measarrdhachta,
*Ephes.4.7. * amhail as do roinn Dia ré gach aoinneach miosúr chreidimh.
*1Cor.12.12. 4. Oir * do réir mar atá iomad ball againn a naoinchorp amháin, agus nach éunoifig amháin atá ag na huile ballaibh sin:
5. As mar an gcéudna atámaoidne morán ar naoinchorp a gCriosd, agus gach aon fo leith ar mballaibh agá chéile.
6. Uime sin * ar mbeith do thiodhlaicibh éugsamhla againn, do réir na ngrás tugadh dúinn, más faidheadóireacht [atá againn, déanam faidheadóireacht] do réir meadhon an chreidimh: *1 Phead.4.10,11.
7. Nó más oifig [atá againn, tugam í] don oifig: nó an té theagaisgeas, [tugadh é] dá theagusg:
8. Nó an té do bheir foirceadal úadha, [tugadh é] dá fhoirceadal, an té roinneas [an déirc,] roinneadh í maille ré neimhurchóid: an tí agá bfuil ceannus ós cionn cháich, [déunadh é] maille ré dúthrachd, an tí do ní trócaire, [déunadh í] maille ré subhachus.
9. [Bíodh bhur] ngrádh gán cheilg. Bíodh gráin agaibh ar a nolc, [agus] ceanglaidh don mhaith.
10. * Bíodh toil agaibh dá chéile, maille ré grádh bráithreamhail. Ag tabhairt onóra uáibh, gach aon ag dul roimhe a chéile. *Ebhr.13.1.
11. Na [bighidh] leisgeamhail a ngnothuighibh. [Bighidh] ar fiuchadh ann bhur spioraid: ag déunamh seirbhisi don tighearna:
12. Ag déunamh gáirdeachais tré dhóchas: foighideach a mbuáidhearthaibh: comhnuigheach a nurnaighe:
13. Ag comhroinn ris na naomhaibh iona riachtanusaibh: ag gnáthughadh luchd aoidheachta do ghlacadh.
14. * Tabhraidh bhur mbeannachd don dream dibhreas sibh, tabhraidh bhur mbeannachd dóibh, agus na mallaighidhe iad. *Math.5.44.
15. Bíodh gáirdeachus oraibh maráon ris an muinntir ar a bfuil gáirdeachus, agus bighidh ag caoi maráon ris an muinntir do ní caoi.
16. Go madh haontoil dibh ré chéile. *Seanrdite 3.7. Isa.5.21.
Na [bighidh] árdinntinneach, acht cumaidh sibh féin ris a ndream is ísle: * Na bighidh glic ann bhur mbaramhlaibh féin. *Seanráite 20.22. 1 Tessal.5.15. 1 Pheadair 3.9.
17. * Na díolaidh olc a naghaidh uilc ar aoinneach. Bíodh cúram na neitheann maith

orraibh a bḟiadhnuise na nuile dhaoine.
18. Mas féidir é, an méid tig dibhse de, * bíoḋ sioṫcáin agaibh ris na huile ḋaoiniḃ.
* Eabhr. 12.14.
19. A [ċáirde] gráḋaċa, ná déunaiḋ dioġaltus ar bhur son féin: aċt fanaiḋ ris an bḟeirg, óir atá sgriobṫa, * is liomsa an dioġaltus, do ḃéura mé cúiṫiuġaḋ uáim, a deir an tiġearna.
* Deut.32. 35. Eabhr. 10.30.
20. Uime sin * dá raibh ocarus ar do náṁaid, tabhair biaḋ dó; dá raibh tart air, tabhair deoċ dó: óir tré so do ḋéunaṁ duit, cárnfaiḋ tú gríosach ar a ċeann.
* Seanrdite. 25.21.
21. Na beireaḋ an tolc buáiḋ ort: aċt beirse buáiḋ ar a nolc ré maiṫ.

## CAIB. 13.

* Tit. 3.1. 1 Phead.2. 13. * Leabhar an Ghlioc. 6.3.
Bíoḋ gaċ uile anum umal do na cumaċtaiḃ atá ós a ċionn. * Óir ní ḃfuil cumaċta ar biṫ aċt ó Dhia: agus na cumaċta atá ann, as ó Dhia do hórduiġeaḋ iad.
2. Ar a naḋḃarsin gidh bé ar biṫ ċuireas a naġaiḋ an ċumaċta, cuiriḋ sé a naġaiḋ órdaiġe Dé: agus an dream ċuireas iona aġaiḋ, gébhaiḋ damnuġaḋ ċuca féin.
3. Óir ní bí eagla roiṁ uáċtaránaiḃ ar son deiġġníoṁartaḋ, aċt ar son droiċġníoṁartaḋ. Uime sin an mian leat beiṫ gan eagla an ċumaċta ort? déuna maiṫ, agus do ġeuba tú molaḋ uáḋ.
4. Óir a sé searḃḟoġantuiḋe Dé é ċum do ṁaiṫeasa. Aċt dá ndearnaiḋ tú olc, bíoḋ eagla ort: óir ni go diomhaoineaċ iomċras sé an cloiḋeaṁ: óir a sé searḃḟoġantuiḋe Dé é, na dioġaltóir feirge ar an tí do ní olc.
5. Uime sin as éigean beiṫ umal, ní deagla feirge aṁáin, aċt fós ar son coinsiais.
6. Óir is uime so íocas siḃ cánaċus: do ḃríġ gur searḃḟoġantuiġeaḋa do Dhia iad, ag déunaṁ a ndiṫċill sa ní ċeudna.

7. * Ar a naḋḃarsin tabhraiḋ a ndualgus do na huile ḋaoiniḃ: cánaċus *Math.22. 21.
don tí [dar dúal] cánaċus: custum don tí [dar dúal] custum: eagla ré san tí [ré an cóir] eagla: onóir don tí [dar cóir] onóir.
8. Na bíoḋ fiaċa ag duinneaċ oraiḃ, aċt aṁáin siḃ féin do ġráḋuġaḋ a ċeile. (Óir an tí ġráḋaiġeas a ċomarsa, do ċoimlíon sé an dliġeaḋ.
9. Óir [na haiṫeantasa,] * na déuna adaltrannus, na déuna dúnmarḃaḋ, na déuna goid, na déun fiaḋnuisi bréige, na déuna saint, agus gach aiṫne eile [dá ḃfuil ann,] atáid go haṫġearr fá ḃríġ an ráiḋ so, eadhon, * gráḋaiġ do ċomarsa mar tú féin.
* Exod.20. Deut.5. * Lebhit. 19.18. Math. 22. 39. Gal.5. 14. Séum. 2.8.
10. Ní ḋéanann gráḋ olc don ċomarsain: ar a naḋḃarsin [a sé] an gráḋ coimlíonaḋ an dliġe.
11. Agus sin ré meas na haimsire, gur miṫiḋ dúinn a nois músgladh ó ċodlaḋ: óir is goire dúinn a nois ar slánuġaḋ, na a nuáir do ċreideamar.
12. Do ċuáiḋ a noiḋċe toraiṁ, agus do druid an lá rinn. Uime sin teilgeam uáinn oibreaċa an doṫċadhuis, agus cuiream umainn éideaḋ an tsolais.
13. Siublam go cubaiḋ amail sa ló: * ní a gcraos, ná a misge, ná a seomradóireaċt, ná a macnus, ná a gceannairc, ná a dtnúṫ.
* Lúc.21. 34
14. Aċt cuiriḋ umaiḃ an tiġearna Iosa Críosd, * agus ná bíoḋ cúram na colla oraiḃ a mianguisiḃ.
*Gal.5.16. 1 Phead.2. 11.

## CAIB. 14.

Gabhaiḋ ċugaiḃ an tí atá lag-ċruáiḋ sa gcreideaṁ, [aċt] ní ċum imreasan díosbóireaċta.
2. Creidiḋ neaċ go ḃfeidir gaċ uile biaḋ diṫe: agus iṫiḋ neaċ eile bíos éugcruáiḋ luibheana.
3. Ná tugaḋ an té iṫeas, táirċisne ar an tí naċ iṫeann: agus na beireaḋ an tí naċ iṫeann, breaṫ ar an tí iṫeas. Óir do gaḃ Dia leis.

4. * Cia

* Sdum. 4. 4. * Cia ṫusa beireas breiṫ ar
11. ṡearḃḟoġantuiḋe duine eile? as dá ṫiġearna féin seasus nó ṫuiteas sé, agus coinġeubṫar súas é: Oir is éidir lé Dia a ċongṁáil na ṡeasaṁ.

5. Bi cion ag neaċ ar lá tar lá eile: agus bi cion ag neaċ eile ar gaċ lá [mar a ċéile.] Bioḋ gaċ éunduine lándearbṫa an a intinn féin.

6. An ti ċongṁus an lá, as don tiġearna ċongṁas sé é: agus an ti naċ congṁann an lá, as don tiġearna naċ ccongṁann sé é. An té iṫeas, as don tiġearna iṫeas sé; óir beiriḋ sé buiḋeaċus ré Dia: agus an té nách iṫeann, as don tiġearnus naċ iṫeann sé, agus beiriḋ a buiḋe ré Dia.

7. Oir ni dó féin ṁaireas éunduine aguinn, agus ni dó féin do ġeib éunduine aguinn bás.

8. Oir más beó dúinn, as don tiġearna atámaoid beó: agus más marḃ dúinn, as don tiġearna atámaoid marḃ. Uime sin más beó nó marḃ dúinn, as leis an tiġearna sinn.

9. Oir is ċuige so fuáir Críosd bás, agus do eiséirġe sé, agus do aiṫbeóḋaiḋ sé ċum beiṫ na ṫiġearna dó ar beóḋaiḃ, agus ar ṁarḃaiḃ.

10. As créd fá mbeireann tusa breaṫ ar do ḋearḃráṫair? nó fós créud fá dtarcuisniġeann tú do ḋearḃráṫair?
* 2 Cor. 5. 10. * óir seasfum uile a bfiaḋnuise ċaiṫireċ breiṫeaṁnuis Chríosd.

* Isa 45. 11. Oir atá sgríobṫa, * Mairimse,
23. Philip. a deir an tiġearna, agus sléuċfuiḋ gaċ
2. 10. uile ġlún dam, agus do ḋéuna gaċ uile ṫeanga admáil do Dhia.

12. Ar a naḋbarsin do ḃéura gaċ aon dinn cuntus ar a son féin do Dhia.

13. Uime sin ná bimid ni sa mó ag breiṫ breiṫe ar a ċéile: as go madh mó ḋéanus sibh breiṫeaṁnus air so, eadhon gan adḃar oilḃéime ná tuisme do taḃairt da bur ndearḃráṫair.

14. Atá a fios agum, agus is dearḃ lem tré san dtiġearna Iósa, nach bfuil éinni neaṁġlan uáḋa féin: as an ti ṁeasas éinni do beiṫ neaṁġlan, atá sé dó sin neaṁġlan,

15. Giḋeaḋ dá raiḃ doilġeas ar do ḋearḃráṫair ar son an bíḋ, ni siublann tú a nois do réir ġráḋa. * Ná coill * 1 Cor. 8.
amuġa réd biaḋ an té agá bfuáir 11.
Críosd bás ar a son.

16. Ar a naḋbarsin na tugaiḋ fá dearna bur maiṫ do maslugaḋ.

17. Oir ni biaḋ ná deoċ rioġaċd Dé, as fírinntas, agus siotċáin, agus gáirdeaċus san spiorad naoṁ.

18. Oir giḋ bé ar biṫ do ni seirbis do Chríosd ann sna neiṫibsi, atá gean ag Dia air, agus is dearbṫa ré daoinibh é.

19. Uime sin leanum na neiṫe beanus ré siotċáin, agus na neiṫe beanus ré follamnuġaḋ a ċéile.

20. Ná cuir amuġa obair * Dé ar
son bíḋ. * Go deiṁin atá a nuile biaḋ * Tit. 1. 15.
glan: as téid a ndocar don ti iṫeas maille ré hoilbéim.

21. As indéunta gan feóil diṫe, * 1 Cor. 8.
ná fion dibe, na éinni tré bfuiġe do 13.
ḋearḃráṫair tuisleaḋ nó oilbéim, nó tré a ndéantaoi éugcruáiḋ é.

22. Atá creideaṁ agadsa: bioḋ sé agad leat féin a bfiaḋnuise Dé. As beannaiġe an ti nác damnuiġeann é féin, fá an ni ré dtig sé.

23. As an ti ar a mbi amrus, dá niṫiḋ sé, atá sé damanta, do bríġ naċ ó ċreideaṁ [iṫeas sé:] óir gaċ ni naċ bfuil ó ċreideaṁ, is peacaḋ é.

---

## Caib. 15.

ATá dfiaċaiḃ orainne an dream atá láidir, éugcruás na ndaoineaḋ meirb diorċar, agus gan ar dtoil féin do leanmuin.

2. Uime sin déunaḋ gaċ aon aguinn toil a ċomarsan ré maiṫ ċum follamnuiġe.

3. Oir ni hí a toil féin do rine Críosd, as do réir mar atá sgríobṫa: * do ṫuit imdeargaḋ na druinge do * Psal. 69. 9.
imdearg tusa orumsa.

4. Oir giḋ bé neiṫe do sgríobaḋ
roiṁe

roimhe so, is chum sinne ṫeagusg do sgriobhaḋ iad: ionnus go mbeiṫ dóċċas againn tré ḟoighid, agus tré ċumfurtas na sgriobtúr.

* 1 Cor. 1. 5. * Agus go dtugaiḋ Día na
10. foighide agus na cumfurtasa ḋaóibh, beiṫ ḋaonintinn a dtaoibh a ċéile, do réir Iósa Críosd.

6. Ionnus go maḋ héidir lib go haontaḋaċ ré haon ḃél amháin, Día atáir ar dtighearna Iósa Críosd do ṁolaḋ.

7. Uime sin gabaiḋ ċugaibh a ċéile, do réir mar do ġabh Críosd sinne ċuige ċum glóire Dé.

8. Agus a deirim go raibh Iósa Críosd na ṁinisdir an ṫimċillġearrṫa, ar son ḟírinne Dé, ċum gellamhnaċ na naiṫreaċ do ḋaighniughaḋ.

9. Agus ionnus go molfaḋ na ciniḋaċa Día, ar son a ṫróċaire: do réir
* Psal. 18. mar atá sgríobṫa; * ar a naḋbharsa
49. aidmheóċa mé ṫú a measg na gciniḋach, agus do ḋéuna mé ceól dod ainm.

* Deut. 32. 10. Agus a deir sé a rís; * déu-
43. naiḋ gáirdeaċus a ċiniḋaċa maille ré na ṗobal.

* Psal. 417. 11, Agus a rís; * molaiḋ an ti-
1. ġearna a uile ċiniḋaċa, agus a ṗobleaċa uile molaiḋ é.

12. Agus a rís a deir Esaias;
* Isa. 11. * biaiḋ freumh Iesse ann, agus an tí
10. éireóċas ċum na cciniḋaċ do sdiúraḋ, cuirfid na ciniḋaċa a ndóċċas ann.

13. Agus go líonaiḋ Día an dóċċais sibhse, do gaċ uile ġáirdeaċus agus síoċċáin ó ċreideamh ḋaóibh, ionnus go maḋ móide bhur ndóċċas, tré ċumhachtaibh an spioraid naoimh.

14. Agus a dearbhráiṫreaċa, as dearbh leamsa féin bhur dtaobhsa, go bhfuiltí lán do ṁaiṫ, ar mbeiṫ ḋaóibh líonta do gaċ uile eólas, agus go dtig ḋaóibh fós a ċéile do ṫeagusg.

15. Giḋeaḋ fós, a bhráiṫreaċa, do sgríobh mé ċugaibh a gcáil maille ré gné ḋánasa, mar do ḃéinn dá bhur gcur a gcuimhne, tré s an ngrás tugaḋ ḋam ó Dhía,

16. Ionnus go mbéinn am óglaċ ag Iósa Críosd a measg na gciniḋaċ, ag minisdralas soisgéil Dé, do ċum go mbeiṫ gean ar ofráil na gciniḋaċ, ar mbeiṫ ḋi naomhṫa, tré s an spiorad naomh.

17. Uime sin atá [adhbhar] gáirdeaċais agam a Niósa Críosd a ttaobh Dé.

19. Oir ní bhía mé dána ar ṫinní do labhairt nar oibriḋ Críosd ṫríom, chum umhlasa na gciniḋaċ, a mbréiṫir agus a ngníomh.

19. Maille ré cumhas ċomharṫaḋ, agus míorbhuileaḋ, tré neart spioraide Dé: ionnus gur ċoimlíon mé soisgéil Chríosd ó Ierusalém, agus na timċeall, go soiṫe Illiricum.

20. Agus mar sin do ċoiméignioḋ mé mé féin ċum an tsoisgéil do ṡeanmórughaḋ, ní sa nionaḋ ionar hainmniġeaḋ Críosd, deagla mobhair do ṫogbháil dam ar ḟundameint duine eile.

21. Acht do réir mar atá sgríob-
ṫa, * do ċífid an dream naċ bhfuáir a * Isa. 52.
ṫuarasgbháil é: agus an drong nach 15.
ccúalaiḋ, tuigfid siad.

22. Ar a naḋbharsin fós do cuireaḋ toirmeasg oram go minic fá ṫeaċt ċugaibhse.

23. Acht a nois ó naċ bhfuil ionaḋ ní sa mó agam sna ċrioċaibhse, agus ro ḟonn oram ré morán bliaḋan teaċt chugaibhse.

24. An tan ṫriallfus mé don Sbáin, tiocfaḋ mé ċugaibh: óir atá súil agum ré sibhse dfaicsin ag gabháil seaċa ḋib, agus sibhse do ṫeaċt riom dom ṡeólaḋ don nionaḋ sin: acht go raibh mé sáiṫeaċ a gcáil da bhur gcuideachtasa.

15. Acht a nois atáim ag dul go Hierusalém, do ḋénamh minisdrálasa do na naomhaibh.

26. Oir do bháḋar [lus] Macedónia agus Achaia fonnmhar, ar ċomhroinn do ḋénamh ris na naomhaibh atá a Nierusalém.

27. Oir bá roṫoil riu é, agus atáid siadsan na bhféiṫeamhnuibh aca.
* Oir má roinneaḋ ris na ciniḋaċaibh * 1 Cor. 9.
a neiṫe sbioradálta san, atá dfiaċaibh 11.
orṫasan

orṫasan mar an gcéudna miniosdrálas do ḋéanaṁ dóibsion, sna neiṫib ḃeaṫuis ris an gcolainn.

28. Uime sin ar na ċríoċnuġaḋ so
dam, agus ar gcur séula dam ar an
toraḋsa dóib, iġéubaiḋ mé ré bur
ttíoḃsa don Sbáinn.

29. Agus as deimin lem ar ttecht
dam ċugaibse, go ttiocfaiḋ mé maille
ré beannaċaḋ líonmar soisgéil Chríost.

30. Agus iarruim dathċuinge oraib
a ḋearbraiṫreaċa, tré ar ttiġearna
Iosa Críost, agus ar son gráḋa na
sbioraide, bur ndiṫċeall do ḋéunaṁ ma
raon riom, a nurnaiġib ċum Dé ar mo
son.

31. Chum mo saorṫa ón druing atá
easumal a ttír Iúdaige, agus ċum go
mbiaḋ mo seirbhis taitneamhaċ ag na
naoṁaib a Niarusalém.

32. Ionnus go maḋ héidir lem teaċt
ċugaibse maille ré gáirdeaċus do toil
Dé, agus furtaċt dfaġáil dam maraon
riḃ.

33. Agus Dia na síoṫċána maille
riḃ uile. Amén.

---

## CAIB. 16.

ACHd tiobham riḃ Phébe ar ndeirbṡiúir, noċ as searbfoġantuiġe don eaglais atá a gCenchreá:

2. Do ċum go ngaba siḃ ria sa
ttiġearna, mar as cubaiḋ do naoṁaib,
agus cungnaṁ ria an gaċ adbar iona
mbia bur riaċtanus uirṫe. Oir tug sí
coiméad do mórán, agus dámsa féin mar
an gcéudna.

3. Fáiltiġiḋ do * Phriscilla a-
gus do Acuila, mo luċt cungantha a
Níosa Críost;

4. (Noċ do ċuir a muinéul féin sios
ar son manmasa: dá naċ misi amáin
do beir buiḋeaċas, as fós eaglaise-
ċa na gcineaḋaċ go hiomlán.)

5. Agus do neaglais atá iona
ttiġ. Fáiltiġiḋ do Epénetus, as ion-
muin liomsa, agas ab é céudtoradh
na hAchaia a gCriost.

6. Fáiltiġiḋ do Mhuire noċ do rinne
saoṫar mór ar ttimċeallne.

7. Fáiltiġiḋ do Andronicus agus
Iúnia, mo ḋaoine gaoil, agus mo ċumpá-
na prisiúin, noċ atá oirḋeirc eidir
na habstalaib, noċ fós do bí a gCrí-
ost romamsa.

8. Fáiltiġiḋ do Amplias mo ḋioġ-
raisteċ sa ttiġearna.

9. Fáiltiġiḋ do Urbánus ar bfear
cabarṫa a gCríost, agus do Stachis
mo [ḋearbraṫair] ionmuin.

10. Fáiltiġiḋ do Apelles, [noch
atá] dearbṫa a gCríost. Fáiltiġiḋ
do luċt éntiġe Aristobolus.

11. Fáiltiġiḋ do Herodion, mo
braṫair. Fáiltiġiḋ do luċt éntiġe Nar-
cissus, noċ atá sa ttiġearna.

12. Fáiltiġiḋ do Thriphéna agus
do Thriphósa, mná saoṫruiġeas sa tti-
ġearna. Fáiltiġiḋ do Phersis ionmuin
noċ do rinne mórán saoṫair sa ttiġear-
na.

13. Fáiltiġiḋ do Ruphus, [duine]
toġṫa sa ttiġearna, agus da máṫair
agus do mo ṁáṫairse.

14. Fáiltighidh do Asincritus,
Phlegon, Hermas, Phatrobas, Her-
mes, agus do na dearbraiṫrib atá na
bfarrad.

15. Fáiltiġiḋ do Philológus, a-
gus do Iulias, do Nereas, a-
gus dá deirbsiúir, agus do Olim-
pas, agus do na naoṁuib uile na bfar-
rad.

16. *Beannaiġe féin dá ċéile, maille ré póig naoṁṫa. Cluinid eaglaiseaċa Chríost beaṫa agus sláinte ċugaib. *1 Cor. 16. 20. 2 Cor. 13. 12. 1 Phead. 5. 14.

17. Agus iarruim dathċuinge oraib,
a dearbráiṫreaċa, géurċoiméud do ḋéu-
naṁ dáoiḃ ar an muinntir tógbus sios-
ma agus is ciontaċ ré hoilbéim do
tabairt uaṫa, contrarrdha don teagasg
do foghluim sib: agus seaċnaiḋ iad.

18. Oir an luċt is cosmhuil riu so,
ni don tiġearna Iosa Críost do níd sí-
ad seirbhis, as dá mbolg féin: agus
meallaid siad ré briaṫraib millsi agus
ré cluain, croiḋṫe na ndaoine neamhur-
ċóideċ.

19. Oir

19. Oir ráinic [tuarasgbháil] bhur numhlasa, na huile dhaoine. Ar a naḋbharsin atá gáirdeachas orum bhur dtaobh-sa: gidheaḋ is mian riom beiṫ dhaoibh eagnuidhe a dtaobh na maiṫeasa, agus neimhurċoideaċ a dtaobh a nuilc.

20. Agus brisdfiḋ Dia na síoṫċána Sátan fáoi bhur gcossaib go haṫġoiriḋ. Grása ar dtiġearna Iósa Críosd maille ribh. Amēn.

* Gníomh. 16.1.

21. Cuiriḋ * Timotēus mo ċompánaċ, agus Lúcius, agus Iáson, agus Sosipáter, mo dhaoine gaoil, beaṫa agus sláinte ċugaib.

22. Cuirimsi Tertius noċ do sgrioḃ an eipistilse, beaṫa agus sláinte ċugaib sa dtiġearna.

23. Cuiriḋ Gaius mórdóir féin agus na heaglaisi uile, beaṫa agus sláinte ċugaib. Cuiriḋ Erastus prócadóir na caiṫreaċ, beaṫa agus sláinte ċugaib, ⁊ an dearbhraṫair Quartus.

24. Grása ar dtiġearna Iósa Críosd maille ribh uile. Amēn.

25. Agus a nois don té lēr féidir sibh do ḋaingniuġaḋ do réir mo ṡoisgeilsi, agus ṡearmóna Iósa Críosd, do réir ḟoillsiġe na seicréide * noċ do congmhaḋ go folaiġeaċ ó ṫús an domhain:

* Ephes. 3. 9. Coloss. 1. 26.

26. Ast a nois atá ar na noċtaḋ, agus ar na ḟoillsiġaḋ do na huile ċineaḋaċaib, trē sgriobtúraib na bfáiḋeaḋ do réir aiṫne Dē bioṫbhúain, chum umhlasa an ċreideimh.

27. Don mhōndia eagnaiḋe amháin glóir go siorraiḋe trē Iósa Críosd. Amēn.

O Chorintus do sgriobaḋ an eipisdilse ċum na Romhánach, agus lē Phēbe searḃḟoġantuiġe eaglaisi Chēnchrea do cuireaḋ í.

# CEUD EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA CCORINTHIANACH.

## CAIB. I.


PÓl, abstal Iósa Criost do
réir ġairma, tré ṫoil Dé,
agus Sosthenes [ar] ndearbh-
ráṫair,
2. Chum eaglaise Dé
atá a gCorintus, ċum na druinge
*Gníomh. * atá ar na naomhaḋ a nÍosa Criost,
15.9. * naoim do réir ġairma, maille ris na
*Romh. 1. huile [ḋaoinib] ġoireas an gaċ aonáit
7. ar ainm ar dtiġearna Íosa Criost, noċ
as tiġearna dóibsean agus dúinne;
3. Grása maille ribh, agus síoṫ-
ċáin ó Dhia ar naṫair, agus ón dti-
ġearna Íosa Criost.
4. Beirim a buiḋe do ġnáṫ re mo
Dhia ar bhur son, do ṫaoibh ġrás Dé
do tugadh dhibh a nÍosa Criost.
5. Ar a naḋbhar go bhfuil sibh ar
bhur ndeanamh saiḋbhir sna huile neiṫibh
tríd sion, an gaċ uile urlabhra, agus
an gaċ uile eólas.
6. Do réir mar do daingniḋeaḋ fi-
aḋnuise Íosa Criost ionnuibh.
7. Ionnas nach bhfuil riaċtanas éin
tiodhluice oraibh, ag fuireaċ dibh re teaċt
ar dtiġearna Íosa Criost.
8. Noċ fós daingneóċas sibh go
foirċeann [bhur mbeaṫa, ionnus go mbia
sibh] neimċiontaċ a ló ar dtiġearna
Íosa Criost.
*1 Tess. 5. 9. * Atá Dia dílis tréis ar goir-
24. eaḋ sibh ċum cumaoin a ṁic Íosa Criost
ar dtiġearna.
10. Agus iarruim daṫċuinge oraib
a ḋearbhraiṫreaċa, tré ainm ar dtiġear-
na Íosa Criost, sibh uile do labhairt
aoinneiṫe amáin, agus gan siosma do
beiṫ bhur measg: aċt a bheiṫ ceangail-
te dá ċéile go diongmhalta a naointin-
tinn agus a naoin ċéill.
11. Oir a ḋearbhraiṫreaċa do foill-
siġeaḋ dam oraibhsi re luċt tiġe Chlóe,
go bhfuilid imreasana eadraib.
12. Ag so a ní a deirim go nabhair
gaċ aon agaibhsi; gabhaimse re Pól,
gabhaimsi re * Hapollos, gabhaimsi re *Gníomh.
Cēphas, gabhaimsi re Criost. 18.24.
13. An bhfuil Criost ar na roinn?
an é Pól do céusaḋ ar bhur son? nó
na nainm Phóil do baisdeaḋ sibh?
14. Beirim a buiḋe re Dia nár
baisd mé aoinneaċ agaibh, * aċt Crispus *Gníomh.
agus Gaius: 18.8.
15. Deagla go nabeóraḋ aoinneaċ gur
a nainm féin do baisd mé.
16. Gideaḋ fós do baisd-mé muintir
Steapháin: ós a ċionn sin ní feasaċ
dam gur baisd mé aoinneaċ eile.
17. Oir ní ċum baisdiġ do ḋéunaṁ
do ċuir Criost mé, aċt ċum an tsois-
géil do ṡearmóruġaḋ; * ní re gliocas *2 Phead.
briaṫar, deagla croiċe Chriost do 1.16.
ċur a neimbriġ.
18. Oir as amadanas don druing
ṫéid a muġa briaṫar na croiċe; aċt
dúinne atá air ar slánuġaḋ, * as é *Romh. 8.
cumaċta Dé é. 16.
19. Oir atá sgriobṫa, * sgrios- *Isa.29.14.
faiḋ mé eagna na ndaoineaḋ eagnaiġe, a-
gus cuirfiḋ mé ar gcúl tuigse na
ndaoineaḋ dtuigsionaċ.
20. * Cá bhfuil an teagnuiḋe? Cá *Isa.33.18
bhfuil an sgriobuiġe? Cá bhfuil fear
tagarṫa an tsaoġailsi? a né nách
dearna Dia aimġliocas do ġliocas an
domainsi?
21. * Oir a neagna Dé, ó nár aitin *Romh. 1.
an saoġal Dia tré eagna, bá toil le 20.

Dia tré éigcríonnas na seanmóra, an dream ċreideas do ṡlánuġaḋ.

*Math.12. 38. 22. *Agus bíoḋ go niarrais na Iúduiġe comarṫa, agus go siris na Gréagaiḋ eagna:

23. Gidheaḋ fós do ninne Críost ar na ċéusaḋ do ṡeanmóruġaḋ, na oilbéim do na Iúduiġiḃ, agus na éigcríonnas do na Gréugaiḃ;

24 Aċt don dream atá ar na ngairm, eidir Iúdaiġe agus Ghréugaċ, Críost, cumaċt Dé, agus eagna Dé.

25. Oir is glioca aimglioċas Dé náid daoine: agus as neartmhuire meirbheas Dé náid daoine.

26. Oir, a dearbhraiṫreaċa, do chiṫi bhar ngairm, naċ iomḋa [diḃ] eagnuiġe do réir na feóla, ni hiomḋa cumaċtaċ, ni hiomḋa úasal.

27. Aċt do ṫoġ Dia neiṫe éigcríonna an tsaoġail, ċum náire do ċur ar na daoinib eagnuiḋe: agus do ṫoġ Dia neiṫe neimhneartmara an tsaoġail, ċum náire do ċur ar na neiṫiḃ neartmara:

28. Agus do ṫoġ Dia neiṫe anuaisle an tsaoġail, agus na neiṫe tarcuisneaċa, agus na neiṫe naċ bfuil ann, ċum na neiṫeann atá ann do ċur a neimbríġ:

29. Ionnus naċ dearnaḋ feóil ar biṫ uaill iona fiaḋnaise.

30. Aċt as úaḋasan atá siḃse a Níosa Críost, noċ atá ar na ḋéunamh ó Dhia dúinne, na eagna, agus na fíréuntaċt, agus na naomhtaċt, agus na fuasgladh:

*Jer.9.23, 24. 2 Cor. 10.17. 31. Ionnus do réir mar atá sgrioḃṫa; * an ti do ní moitsgeċus, déunaḋ sé moitsgeċus sa dTiġearna.

---

## CAIB. 2.



*Caib. 1. 17. ime sin ar dteaċt damhsa ċugaiḃ, a dearbhráiṫreaċa, * ni re hóraḋ bhriaṫar, na re glioċas táinic me dfoillsiuġaḋ fiaḋnuise Dé ḋiḃ.

2. Oir níor léig mé orm féin bhur measga eólas do beiṫ agum ar ni ar biṫ, aċt amháin ar Iosa Críost, agus é fós ar na ċéusaḋ.

3. Agus do ḃí mé bhur measga a néugcruas, agus a neagla, agus a gcrioṫnuġaḋ mór.

4. *Agus ni raiḃ mo ċomráḋ ná mo ṡeanmóir a mbriaṫraiḃ meallṫeaċa an glioċais daonna, aċt a bfoillsiuġaḋ dearbhṫaċ cumaċta na sprioraide: * 1 Thess. 1. 16.

5. Ionnus naċ biaḋ bhur gcreidemhse a ngliocas na ndaoine, aċt a gcumaċt Dé.

6. Gidheaḋ fós labhramaoid go heagnaiḋe a measg na ndaoineaḋ iomlána; bioḋ naċ do réir eagna an tsaoġailse, ná prionnsaḋ an tsaoġailse atá ag dul amuġa.

7. Aċt labhramaoid eagna Dé a seicreid, a negna folaiġṫeċ, noċ do orduiġ Dia roimh an tsaoġal ċum ar ngloirine.

8. A negna nar aiṫne duine do prionnsaiḋiḃ an tsaoġailse: óir dá madh aiṫne dóiḃ í, ni ċéussadís tiġearna na glóire go bráṫ.

9. Aċt do réir mar atá sgrioḃṫa, *ni facaiḋ súil, agus ni ċualaiḋ cluas, agus níor smuáin croiḋe duine, na neiṫe do ullmhuiġ Dia don dream ġráḋaiġeas é. * Isa.64.4.

10. Gidheaḋ as do foillsiġ Dia dúinne [iad] tré na sprioraid. Oir sgrúdaiġ an sprioraid na huile neiṫe, agus fós neiṫe doimhne Dé.

11. Oir cia hé an neaċ agá bhfuil fios na neiṫeann is lé duine, aċt amháin ag an sprioraid atá sa duine? as mar an gcéudna ni bhfuil fios na neiṫeann is ré Dia ag aoinneaċ, aċt amháin ag sprioraid Dé.

12. Gidheaḋ ni hé sprioraid an tsaoġail do ġabhamne ċugainn, aċt an sprioraid atá ó Dhia: ionnus go mbiaḋ fios na neiṫeann againn noċ do tioḋlaiceaḋ dúinn ó Dhia.

13. * Noċ foillsiġemid mar an gcéadna, ni a mbriaṫraiḃ teagaisgṫeas an glioċas daonna, aċt a mbriaṫraiḃ teagaisgṫeas an sprioraid naomh, ag comċeangal * 2 Phed. 1. 16.

ċeangal

ċengal na neiṫeḋ spioradálta ré ċéile.

14. Aċ ní ġaḃ an duine nádúrṫa na neiṫe ṫig ó spiorad Dé; óir as amġliocas ris iad: agus fós ní féidir leis a bfios do beiṫ aige, do bríġ gur go sbioradálta aiṫentar iad.

*Seanráite 27. 19. 15. * Giḋeaḋ as léir don duine sbioradálta na huile neiṫe, agus fós ní bfuil féin fa breiṫ éndhuine.

*Isa. 40. 13. Rómh. 11. 34. 16. * Oir cia daṫin intinn an tigerna, noċ do ḃéuraḋ teagusg dó? aċ atá intinn Críosd aguinne.

---

## Caib. 3.

AGus, a ḋearbhraiṫreaċa, níor bféidir leamsa labhairt ribhse mar ḋaoinib sbioradálta, aċ mar ḋaoinib collaiḋe, amhail naoiḋeanaiḃ a gCríosd.

*Eabhr. 5. 12. 2. Do * beaṫaiḋ mé sib ré bainne, agus ní ré biaḋ: óir níor bféidir lib fós [a ġaḃáil ċugaib:] agus a nois féin ní féidir lib.

3. Oir atá sib fós collaiḋe. Oir ó atá tnúṫ, agus imresam, agus aimréiteaċ eadraiḃ, a né nac bfuilti collaiḋe, agus nac sioblan sib do réir daoine?

4. Oir an tan a deir neaċ, as lé Pól misi, agus neaċ eile as le Apollos misi, a né nac bfuilti collaiḋe?

5. Oir cia hé Pól? agus cia hé Apollos, aċ na minisdri tré ar ċreideabhar, agus do réir mar tug an tigerna da gac aoinneaċ?

6. Do plandaig misi, do ċraith Apollos an tuisge: aċ a sé Dia tug an fás.

7. Aċ a nadhbharsin ní bfuil éinfeas sa ti plandaigeas, na fós sa ti ċroiteas an tuisge, aċ a nDia do beir an fás.

8. Agus is ionann an ti plandaigeas, agus an ti ċroiteas an tuisge:
*Psal. 62. 12. Gal. 6. 5. agus * do ġéubaiḋ gac aon a ṫuarasdal do réir a saoṫair.

9. Oir is comhlus oibre do Dhia sinne: is sibhse treabhaḋ Dé, agus áitreabh Dé.

10. Do réir ġrás Dé tugaḋ damsa do ċuir mé an fondameint, mar maiġisdir iulmhar oibre, agus tógbhaiḋ neaċ eile air. Giḋeaḋ tabhraḋ gac aon dá ġe cionnus tógbhus sé air.

11. Oir ní héidir ré haoinneaċ fondameint ar biṫ eile do ċur, tar éis amuiġ [don fondameint] atá ar na ċur ceana, eadhon Iósa Críosd.

12. Agus dá dtógbhaiḋ aoinneaċ air an bfondameintsi, ór, airgeaḋ, clocha uáisle, adhmaḋ, féur, nó connlach:

13. Do ḃéuntar obair gac aoinduine follus: óir foillseóċaiḋ an lá é do bríġ go mbaḋ léir é ris an dteine. Agus foillseóċaiḋ an teine cionnus biais obair gac éunduine.

14. Da nanaiḋ obair aoinduine noċ do tóg sé air [an bfondameint] do ġéubaiḋ sé tuarasdal:

15. Má loisgear obair éunduine, raċaiḋ a saoṫar amuġa: giḋeaḋ slánfuiġṫear é féin, aċ sin fós amhail tré teine.

16. * A né nac bfuil a fios agaib gur sib teampoll Dé, agus go gcomhnuigheann sbiorad Dé ionnaib? *Caib. 6. 12. 2 Cor. 6. 16.

17. Má ṫruáilligheann einneaċ teampoll Dé, sgriosfaiḋ Dia an ti sin: óir atá teampoll Dé naomhṫa, noċ as sibhse.

18. Na meallaḋ éinneaċ é féin: má ċiteaḋ déunduine aguibh é féin do beiṫ glic sa saoġalsa, bíoḋ sé na amadán, ionnus go mbiaḋ sé glic.

19. Oir is amġliocas ré Dia gliocas an tsaoġailse. Oir atá sgríobhṫa, * gabhaiḋ sé na daoine glioca * Job. 5. 13.
an a sliġṫib féin.

20. Agus a ris, * atá a fios ag * Psal. 94.
an dtigerna gur díomhaoineaċ smuáintiġe na ndaoineaḋ glioc. 11.

21. Uime sin ná déunaḋ aoinneach mórdhaċas ar ḋaoinib: óir is libhse na huile neiṫe:

22. Da mbaḋ é Pól é, nó Apollos, nó Céphas, nó an saoġal, nó beaṫa, nó bás, nó na neiṫe atá do laṫair,

nó na neite atá ċum teaċta, is libse iad uile.

23. Agus as lé Críosd sibse, agus as lé Dia Críosd.

## CAIB. 4.



O mhaḋ hamlaiḋ measfus duine sinne mar ministrió Chríosd, agus mar ḟeaḋmantaċaibh rúindiamhrao Dé.

2. Tuilleaḋ eile, iarrtar ar na feaḋmantaċaib go bfuiġtiḋ neaċ dílis.

3. Ar mo sonsa, is ro beag mo suim a mbreiṫeamhnus do ḋéunamh dáoibse oram, ná fós a mbreiṫeamhnus dáoine: as fós ní beirim breaṫ oram féin.

4. Oir ní feasaċ dam ní ar biṫ dom ṫáoibh féin: giḋeaḋ ní sáoran sin mé: as a sé an tiġearna an tí is breiṫeamh oram.

* Math. 7. 1. Rómh. 2. 1. 5. * Uime sin ná beirió breiṫ ar áoinni roimh a nam, ó go dtí an tiġearna; noċ ḟoillseoċas neiṫe folaiġeaċa an dorċadais, agus noċtfus rúin na gcroiḋeaḋ: agus ann sin do ġéubhaió gaċ áon moladh ó Dhia.

6. Agus, a ḋearbhráiṫreaċa, do ṫarrruing mé na neiṫesi ċugum féin agus ċum Apollos a bfioġair bur sonsa: ċum sibse dá ḟoghlaim uáim gan beiṫ dáoib ní sa ġlioca ná mar atá sgriobhṫa, gan neaċ aguibh do bheiṫ a naġaiḋ a ċéile ar na sgéiḋeaḋ.

7. Oir cia ċuires ar leiṫ ṫusa? agus créud atá agad naċ bfuáir tú? agus má fuáir tú é, créd fá ndéanann tú glóir as, mar naċ glaċfá é.

8. Atá sib a nois sáiṫeaċ: atá sib a nois ar bur ndéunamh saiḋbhir: do ġnoḋaiġheabhar ríoġas ionar bfeugmaisne: agus do bfearr leam go bfaġaḋ sib ríoġas, ionnus go mbeiḋmisne fós ar ríoġaibh maille ribh.

9. Oir measaim gur ċuir Dia sinne na habstoil deiḋeanaċa amaċ, mar ḋruing atá ar na dteilgean ċhum báis: óir do rinneaḋ sgátán dinn don tsáoġal, agus dainglib, agus do dháoinib.

10. As amadáin sinne ar son Chríosd: as atá sibhse glic a gCríosd; atámáoidne éugcruáiḋ, as atá sibhse láidir: atá sibhse ag faġáil onóra, agus sinne ag faġáil easonóra.

11. Gus a namsa féin atámáoid ag faġáil ocarais, agus íotan, agus atámáoid lomnoċtaiġ, agus gabhtar do dhornaib orainn, agus ní bfuil ionaḋ comhnuiḋe ar biṫ áiriġe aguinn,

* Gníomh. 20. 34. 1 Tess. 2. 9. 2 Tess. 3. 8. 12. Agus * atámáoid ag faġáil sáoṫair ag déunamh oibre ria ar lámhuib féin: an tan mallaiġṫear sinn, do beirmid ar mbeannaċd uáinn: an tan ġéurleanṫar sinn do beirmid fulang uáinn.

* Math. 5. 44. 13. An tan maslaiġṫear sinn, níomáoid úrnaiġe: atamáoid ar ar ndéunamh mar salċar an domain, mar ṡuim na nuile neiṫeann gus a niug.

14. Ní ċum sibse do náriuġaḋ sgriobhaim na neiṫesi, as mar mo ċloinn ionmhuin ṫeaguasgaim sibh.

15. Oir bioḋ go bfuil deiċ míle do luċd teagaisg agaib a gCríosd, ní hiomḋa fós bur naiṫre. Oir is misi do ġin sib a nÍosa Críosd tré an tsoisgéul.

16. Uime sin iarraim dathċuinge oraib mo lorg féin do leanmhuin.

17. As uime so do ċuir mé Timoteus ċugaib, atá na mhac ġrádhaċ agum, agus dílis sa dtiġearna, noch ċuirfeas a gcuimhne dib mo sliġesi a gCríosd, do réir mar ṫeagaisgim sna huile eaglaisib an gaċ áit.

18. As mar naċ dtiocfuinn ní sa mó ċugaib, atá druing [aguib] ar nat súas.

* S'um. 4. 15. * Gníomh. 19. 21. 19. * Giḋeaḋ do toil an tiġearna * tiocfaiḋ mé ċugaib go haiṫġearr, agus aiṫeónaiḋ mé, ní hiad briaṫra na druinge sin atá ar nat súas, as a gcumasa.

20. Oir ní a mbriaṫraib atá ríoġas Dé, as a gcumasaib.

21. Créud is áill lib? an lé sgiursa ṫiucfas mé ċugaib, nó ré grád, agus ré spioraid ceannsa?

CAIB.

## CAIB. 5.

ATá sé dá áithris go coitċeann go bfuil sdriopacas eadruibh, agus a ionnsamhuil do sdriopacas nách ainmnigṫear a measg na gcineadhach féin, eadhon go mbiadh bean a naṫar ag an mac.

2. Agus atá sibh ar nat súas, agus níor ġab dóbrón sib mar budh cóir, ċum fir déunta an ġníomhasa do ṫogbháil as bur lár.

*Coloss. 2.5. 3. * Oir go deimhin do bhreaṫnuiġ misi ċeana, mar neaċ nách bfuil a láthair a bpearsuinn, as atá a láthair a sbioraid, amhuil mar do beinn a láthair, an ti do rinne mar so an gníomhsa,

4. Ar mbeiṫ dibhse agus dom spioraidse cruinn a bfochair a ċéile a nainm ar dtiġearna Iosa Criosd, maille ré cumhas ar dtiġearna Iosa Criosd,

*1 Tim. 1. 20. 5. Ionnsamhail a ndiribsin do ṫoirbhirt do Shátan, ċum na colla do ċloċlúd, ionnus go slánuiġṫear an sbiorad a ló an tiġearna Iosa.

6. Ni bfuil bur ngáirdeaċus ionmholta. * A né nách bfuil a fios agaibh go ngéuruiġeann beagán laibhin an taos uile?

*Gal. 5.9.

7. Uime sin sglanaidh uáibh an sean láibhin, ionnus go mbiadh sibh bur dtaos núadh, amhail atá sibh gan laibhin: Oir fuáir Criosd ar [núan] cásgne a iodbairt ar ar son.

8. Ar a nadhbharsin déunam an féusda ċoiméud, ni ré seanlaibhin, na ré laibhin uilc agus droiċmhéine: as ré harán fiorġloine agus firinne gan laibhin.

9. Do sgriobh mé ċugaibh a leitir, gan beiṫ dibh a gcaidreabh sdriopach:

10. As ni hiad sdriopaca an tsaoġailse go huilide, náid a ddaoine santaċa, náid a lucht sracadhsa, náid a lucht iodhaladhruiḋ: óir dá madh iad, do ċaithfeadh sibh an saoġal dfágbháil.

11. As a nois do sgriobh mé ċugaibh gan caidreabh do dhénam má bionn duineach dá ngoirṫear dearbhráṫair na sdriopaiġ, nó na duine santaċ, nó na fear iodhaladhraiḋ, nó na fear misge, nó na fear fuadaiġe; ná caiṫiḋ fiu an biḋh na foċair.

12. Oir créud i mo ċúisse do bhreiṫeamhnus do ṫabhairt ar an druing atá amuiġ? a né nách air an druing atá a sdiġ do beir sibhse breiṫeamhnus?

13. As do ni Dia breiṫeamhnus ar an druing atá amuiġ. Uime sin tógbhaidh uáib as bur lár an droċduine sin.

## CAIB. 6.

AN lamhann éineach agaibh, agá bfuil cúis a naġaidh duine eile, gan dul fá bhreiṫeamhnus na naoṁ, as na ndáoine miċothrom?

2. A né nách bfuil a fios agaibh go mbéuraid na náoimh breaṫ ar an doman? agus más ribhse beirṫear breaṫ ar an doman, a né nach fiu sib bheiṫ bhur mbreiṫeamhnuiġ ar na hadhbharaibh is luġa?

3. Nach fios dib go mbéuramne breiṫeamhnus ar na hainglibh? créud fá nach mó ná sin ar na neiṫibh bheanus ris an mbeaṫaiḋ si?

4. Uime sin ó tá sibh a niomadh breiṫeamhnuis do dhéunam ar na neiṫibh beanus ris an mbeaṫaiḋ so? cuiriḋ na daoine cum breiṫeamhnuis an dream atá fá ṫarcuisne sa neaglais.

5. As do ċur adhnáire oraibh do labhraim. An mar sin nach bfuil go fiu éunduine amháin eagnuiḋe eadraibh dá dtiocfadh breiṫeamhnus do dhéunam eidir a dhearbhráiṫre.

6. As téid dearbhráṫair ċum dliġe ré dearbhráṫair [eile,] agus sin fós a láṫair dáoine gan ċreideamh.

7. Uime sin a nois atá los go ciṫe ionnaibh, tré dul dibh ċum dliġe eadraibh féin. * Créd fá nách bfuilngṫi éugcóir ni as táosga? créd fá nách bfuilngṫi bur mellad ni as luáiġṫe? * Math. 6. 39. Luc. 6. 29. Róm. 12. 19.

8. Giodh fós do ni sibh féin éug-

cóir

cóir agus díoġbháil, agus sin ar bhur ndearbhbhráiṫribh.

9. A né nach bfuil a ḟios agaibh, nach bfaġaid lucht déunta na heugcóra seilbh rioġachta Dé? ná mealltar sibh. Ni bfuiġid sdriopaiġ, na lucht iodhaladh-raidh, na lucht adaltrannais, ná dáoine macnuṡaċa, ná dáoine mionadhúrta,

10. Ná gadruiġṫe, ná dáoine sannṫaċa, ná lucht misge, ná lucht imdheargṫa, náid sracaireda, oiḋreċas rioġachta Dé.

* Tit. 3. 3. 11. Agus * mar so do bi cuid agaibhse: aċt atá sibh ar bhur niomnlad, aċt atá sibh ar bhur náomhad, aċt atá sibh ar bhur sáoradh, a nainm an tiġearna Ioſa, agus tré sbioraid ar Ndeiṁe.

* Caib. 10. 23. 12. * Atáid na huile neiṫe dliġ-ṫeaċ dam, aċt ni bhfuilid uile tarbhaċ: atáid na huile neiṫe dlisdeanaċ dam, giodheadh ni bérṫar fáoi ċumaċta éineiṫe mé.

13. An biadh don bholg agus an bolg don bhiadh: giodheadh sgriosfuidh Dia iad ar áon. Aċt ni do sdriopaċas [do hórduiġeadh] an corp, aċt don tiġearna, agus an tiġearna don ċorp.

14. Agus do ṫóg Dia an tiġearna súas, agus tóigeabhaidh sé sinne súas ré na ċumaċtaibh féin mar an gcéudna.

15. A né nach bfuil a ḟios agaibh gur boill do Chriosd bhur gcuirp? uime sin an dtoigeubhaidh misi boill Chriosd, ċum ball sdriopaiḋe do dhéunamh dhiobh? nár léige Dia sin.

16. A né nách bhfuil a ḟios agaibh, an ti atá ceangailte do sdriopaidh, gur éunċorp [ria] é? * óir biaidh, ar sé, diss na naóimfeóil.

* Gein. 2. 24. Math. 19.5. Ephes. 5. 31. 17. Gidheadh an ti atá ceangailte don tiġearna, is áoinsbiorad [ris] é.

18. Seaċnuiġ sdriopaċas. Atá gaċ peacadh dá ndéanann duine leiṫ amuiġ don ċorp: aċt an ti do ni sdriopaċas, do ni sé peacadh a naġaidh a ċuirp féin.

* Caib. 3. 16. 19. A né nách bhfuil a ḟios agaibh, * gur ab é bhur gcorp teampoll an sbioraid náoimh, noċ atá ionnaibh, agus atá agaibh ó Dhia, agus nach libh féin sibh?

20. * Oir do ceannċadh sibh ar lúaċ: uime sin tugaidh glóir do Dhia, ré bhur gcorp, agus ré bhur sbioraid, óir is le Dia iad. * Caib. 7. 23.

---

C A I B. 7.

Tuilleadh eile a dtáobh na neiteann do sgriobh sibh ċugam: is maiṫ dfear gan buáin ré mnáoi.

2. Gidheadh do sġéna sdriopaċais, bíodh a bhean féin ag gaċ áoinneaċ, agus a fear féin ag gaċ éunmnáoi.

3. Tugadh an fear a dhúalgus féin don mnáoi: agus an bhean don ḟior mar an gcéudna.

4. Ni ag an mnáoi atá cumus a cuirp féin, aċt ag an bhfear: agus ni ag an bfear atá cumus a ċuirp féin mar an gcéudna, aċt ag an mnáoi.

5. Ná meallaidh a ċéile, aċt amáin do ṫoil a ċéile go fead tamaill, chum sibh féin do ṫabhairt do ṫrosgadh, agus dúrnaiġe: agus a ris tagaidh a gceann a ċéile, deagla go gcuirfeadh Satán caṫuġadh oraib tre bhur neimhgeanmnuidheaċt.

6. Aċt is mar ċoimhle a deirim so ribh, agus ni mar aiṫne.

7. Oir do bfearr leam go mbiadh na huile dáoine mar mé féin: gidheadh atá a tiodhlacadh féin ag gaċ éunduine ó Dhia, ag neaċ mar so, agus ag neaċ eile mar súd.

8. Uime sin a deirim ris an druing nach bhfuil pósda, agus ris na baintreabhaċaibh, gur maiṫ dóibh má fanuid siad mar fanuimse.

9. Gidheadh muna féidir riu iad féin do ċongmáil geanmnuidh, pósadh siad: óir as fearr pósadh ná beiṫ ar lasadh.

10. Aċt aiṫniġim don druing atá pósda, bíodh nach misi, aċt an tiġearna, * gan an bean do dhealuġadh ré na fear. * Math. 5. 32. & 19. Marc. 10. 11. Luc. 16. 18.

11. Aċt má dhealuiġeann si [ris] fanadh si gan pósadh, nó bíodh si réidh ré na fear; agus ná ligeadh an fear a bhean.

12. Acht a deirimsi re các, [agus] ni hé an tighęrna: dá raibh bęn gan chreidęm ag dęrbhráthair ar bith, agus go dtig a hónta ar fuireach na focair, ná cuireadh uadh í.

13. Agus an bęn agá bfuil fęr gan chreidęm, agus go dtig a thonta ar fuireach na focair, na cuireadh sise uaithe é.

14. Oir atá an fęr gan chreidęm, ar na naomhadh sa mnaoi, agus atá an bęn gan chreidęm ar na naomhadh san bhfęr: nó do biadh gan amharus bhur gclann sa neamhghlan: acht a nois atáid siad naomhtha.

15. Gidheadh dá ndęaluighe an duine gan chreidęm é fém, bíodh sé dęaluighthe: ní bfuil dęrbhráthair, nó deirbhsiur fá dhaoirse ann a leithid so do chás: acht is chum siothchána do ghoir Dia sinn.

16. Oir gá fios duit a bęn, nach sláineochthá an fęr? nó gá fios duit a fhir, nách sláineochthá an bęn.

17. Acht do réir mar do roinn Dia [a thiodhlaice] re gach éunduine, do réir na gairme tug an tighęrna dá gach aon, go madh hamhluidh sin siubhalfus sé. Agus is mar sin órduighimse sna huile eaglaisibh.

18. An bfuil éinneach ar na ghairm ar mbeith dhó timchillghearrtha: ná hiarradh sé a beith neamhthimchillghearrtha: an bfuil éinneach ar na ghairm gan beith dhó timchillghearrtha? ná timchillghearrthar é.

19. Ni bfuil éifeacht sa timchillghearradh, agus ni fhuil éifeacht sa neamhthimchillghearradh, acht a gcoimhéud aitheantadh Dé.

20. Fanadh gach aon sa ngairm ionar goireadh é.

21. Mar goireadh thú ad sęrbhfoghantuidhe? ná bíodh suim agad ann: gidheadh más féidir leat beith saor, go madh hé sin do rogha.

22. Oir an ti atá ar na ghairm sa dtighęrna na sęrbhfoghantuidhe, is duine saor é don tighęrna: is mar an gcéudna fós an ti atá ar na ghairm ar mbeith dhó saor, as sęrbhfoghantuidhe do Chriosd é.

6.20 23. * Do ceannchadh sibh ar luach, ná bighidh bhur seirbhiseachaibh do dhaoinibh.

24. A dęrbhbhráithreacha, fanadh gach aon ag Dia, sa ngairm a fuair sé.

25. Acht a dtaobh na maighdęn, ní bfuil aithne an tighęrna agam: gidheadh do beirim comhairle, mar neach fuair trócaire ón dtighęrna re beith díleas.

26. Uime sin saoilim gur maith so ar son an riachtanuis atá do láthair, óir is maith do dhuine beith mar sin.

27. An bhfuil tú ceangailte do mhnaoi? na hiarr dealadh [ria.] An bfuil tú sgaoilti ó mhnaoi? ná hiarr bęn.

28. Acht fós má phósann tú, ní bfuil peacadh duit ann: agus má phósann maighdęn, ní bfuil peacadh di ann: gidheadh do ghéubhaid a leithid so buaidhirt do thaobh na feóla: acht atáimse dá bhur gcoigilt.

29. Acht is é so a deirim so, a dhęrbhbhraithreacha, do brígh na haimsire do beith aithghearr: ionnus go mbiadh an drung agá bfuilid mná, mar nach biadh [mná] aca:

30. Agus an dręm do ni caoi, mar dhruing nach déun caoi: agus an dream do ní gáirdeachus, mar lucht nach déin gáirdeachus: agus an dręm cheannchus, mar dhaoinibh gan sealbh aca:

31. Agus an dręm chaitheas an saoghal sa, mar dhruing nach ccaitheann é: óir imthigh sgéim an tsaoghailse thart.

32. Agus bá mian leam sibhse do beith gan rochúram. An té nách bi pósda, bí cúram na neitheann beanus ris an tighęrna air, cionnus budh féidir ris toil an tighęrna do dhéunamh:

33. Acht an té bíos pósda, bí cúram na neitheann saoghalta air; cionnus búdh féidir leis toil a mhná do dhéunamh, atá dithfir eatorra.

34. Agus bí cúram na neitheann beanus ris an dtighearna ar an mnaoi agus air an maighdin nach bí pósda, ionnus go mbiadh sí naomhtha a gcorp agus a spiorad: acht bí cúram na neitheann beanus ris an saoghal ar an mnáoi bíos pósda, cionnus búdh féidir ria toil a fir do dhéunamh.

35. Agus is ar mhaith libhse a deirim na neithesi: ni chum bhur ngabhála a

ndul,

h. 5.
19.
10.
8.

ndul, acht ionnus go ccengalfaḋ sibh don tiġerna go cneasda gan trioblóid.

36. Acht dá saoiltiḋ éinneach nach iomċubaiḋ dá ṁaiġdin bláṫ a haimsire do léigean ṫáirrsi, agus gur cóir a dénaṁ mar sin: déunaḋ mar is áill leis féin, ní bfuil peacaḋ dó ann: pósdar iad.

37. Acht an tí atá dearbṫa as a ċroiḋe féin, ar nach bfuil riachtanus, agus féudus a ṫoil féin do ċeannsuġaḋ, agus do ċuir so roime iona ċroidhe, a ṁaiġdean do ċoiṁéud, is maiṫ do ní sé é.

38. Uime sin is maiṫ do ní an té do beir dfior [í:] acht is fearr do ní an té nách tabhair dfior [í.]

* Rómh. 7. 2. 39. * Atá an bean ceangailte ó dliġeaḋ ar fead ṡaoġail a fir: giḋeḋ dá bfaġaiḋ a fear bás, atá sí saor re pósaḋ ris an tí as áill ria: amáin sa dtiġerna.

40. Acht do réir mar ṡaoilimse, as mó is beannaiġe í dá nanaiḋ sí mar sin: agus is dóiġ leamsa go bfuil spiorad Dé agum féin.

---

## CAIB. 8.



Uilleaḋ eile a dtáobh na neiṫeann iodbartar diobaluibh, atá a ḟios aguinn go bfuil eólus aguinn uile. Ardaiġe an teólus inntinn duine, acht do ní an grádh follamnuġaḋ.

2. Acht más dóiġ re héunduine fios éinneiṫe do beiṫ aige, ní fear dó fós éinni, do réir mar budh ċóir fios do beiṫ aige.

3. Acht dá dtuguiḋ éinneach grádh do Dhia, as eólgach dó é.

4. Uime sin a dtáobh iṫe biḋ iodbartar diobaluib, atá a ḟios aguinn

* Caib. 10. 19. * nach bfuil éiseas ar biṫ a niodhail, agus nach bfuil Dia eile ann, acht an táondia.

5. Oir biodh go bfuilid [neiṫe ann] dá ngoirtear Dée, ar neam agus ar talam, (amail atáid iomad Dée, agus iomad tiġearnaḋ.)

6. Giḋeaḋ [ní bfuil] aguinne acht aon Ndia amáin, an taṫair, ó bfuilid na huile neiṫe, agus sinne ann san: agus éintiġearna Iosa Criosd, tré a bfuilid na huile neiṫe, agus sinne ṫriodsion.

7. Giḋeaḋ ní ḟuil an teólus sin ag gach éunduine. Oir atá dream áiriġe, agá bfuil fios na hiodhaile gus a nois, iṫeas é mar ní iodbartar diobaluib: agus ar mbeiṫ dá ccoinnsias éugcruáiḋ, salaiġṫear é.

8. Acht ní moltar sinn ar son biḋ a bfiaḋnuise Dé: óir dá niṫem, ní saiḋbride sinn é: agus muna niṫeam, ní dáibride sinn é.

9. Giḋeaḋ tugaiḋ bur naire rib nach biáiḋ an cumasasa atá aguib, a gcáil ar biṫ, na adbar oilbéime don druing atá lag.

10. Oir dá bfaiciḋ éunduine ṫusa agá bfuil eólas, ad ṡuiḋe ar bórd a dteampoll na niodhal, a né nach neirteóċar coinnsias an tí atá meirb, ċum na neiṫeann iodbartar diobaluib iṫe?

11. Agus do bríġ heólaise, an racaiḋ an dearbráṫair éugcruaiḋ amuġa, agá bfuair Criosd bás ar a son?

12. Agus mar sin ag peacuġadh dibh a naġaiḋ no ndearbraiṫreach, agus ag lot a ccoinnsiáis éugcruáiḋ, do ní sib peacaḋ a naġaiḋ Chriosd.

13. Uime sin * dá dtugaiḋ biadh adbar oilbéime dom ḋearbráṫair, ní iosaiḋ mé feóil go brát, ionnus nach dtiubrainn adbar oilbéime dom ḋearbráṫair. * Rómh. 14. 21.

---

## CAIB. 1.



Né nách easbal misi? a né nach bfuilim sáor? a né nach bfacaiḋ mé Iosa Criosd ar dtiġearna? a né nach sibse mobair sa tiġerna?

2. Biodh nach easbal mé do ḋáoinibh eile, go dearbṫha a seadh dháoibse. Oir as sibse séula mabsdaltasa sa tiġerna.

3. A sí so mo ḟreagra don druing ċuires ceisd oram,

4. A né nach bfuil cumas ithe agus ibhe aguinne?

5. A né nach bfuil cumas aguinn bean ná deirbhsiúr do bhreith linn fá gcuairt, amhail do nid an chuid eile do na habstoloibh, agus bráithreacha an tighearna agus Cephas?

6. Nó an bfuilimse amháin agus Barnabas gan cumas aguinn beith sáor ó obair?

7. Cia théid chum cogaidh uáir ar bith ar a chosdus féin? cia chuireas fíneamhuin, agus nach ithionn féin dá toradh? nó cia bheathuigheas tréud, agus nach blaiseann do bainne an tréuda?

8. An mar dhuine labhruim na neithe-so? a né nach abair an reacht na neithesi mar an gcéudna?

9. Oir atá sgriobhtha a reacht Mhaoisi; * ná cuir ceangal ar bhéul an daim bhuaileas an tarbhar. An bfuil cúram dam ar Dhia?

* Deut. 25. 4.

10. Nó a né nach air ar soinne go huilidhe a deir sé [so?] go deimhin as air ar soinne atá sé sgriobhtha. Oir as maille ré dóchas is cóir don treabhthóir, treabhadh do dhéanamh: 7 don buáilteóir [bualadh,] a mhuinighin go bfuigheadh sé tairbhe a dhóchais.

11. * Má shiolchuir sinne neithe spioradálta dhaoibhse, an mór [libhsi] sinne do buáin bhur neithean sáoghaltasa?

* Rómh. 15. 27.

12. Má gheibhid dáoine eile toradh an chumhasasa uáibh, créud fá nach bfuighemisne é ni sa mó? giodheadh níor chuireamar na cumhasasa a ngnáth: as iomchramaoid na huile neithe, ionnus nách dtiocfadh dhinn toirmeasg ar bith do chur ar soisgéul Chriosd.

13. * A né nách bfuil a fios aguibh, an dream fhrithóilgheas a dtimchioll na neithean náomhtha, go nithid siad do neithibh an tempoill? agus an dream bhíos do ghnáth ag frithealadh na haltóra, go bfagháid cuid rana don naltóir?

* Ubhre. 13. 10. Deut. 10. 9. & 18. 1.

14. As mar an gcéudna * do órdaigh an tighearna don druing foillsigheas an soisgéul, a mbeatha dfagháil ón tsoisgéul.

* Gal. 6. 6. 1 Tim. 5. 17.

15. Giodheadh níor chuir misi éinni dhiobh so a ngnáth. Agus fós ni huime do sgriobh mé na neithesi, ionnus go ndéantaoi mar sin liom féin. Oir do bfearr liom bás dfagháil, ná go cuirfeadh éinneach mo mhóidheachus a neimhbrigh.

16. Oir bíodh go ndéanuim an soisgéul do sheanmóirughadh, ni bfuil [adhbhar] móidheachuis agam: do brigh go bfuil sé na éigean oram. Agus as truágh dam muna ndéana mé an soisgéul do sheanmóirughadh.

17. Oir más ó thoil do nim so, atá luáidheacht agam: as más a nadhaigh mo thoile, atá [fós] a chúram ar na léigean tharm riom.

18. Uime sin créd i mo luáidheacht? go fírinneach soisgéul Chriosd do tabhairt uáim a naisgidh an tan sheanmóruim é, do chum gan na cumhasa atá agam sa tsoisgél dhiosluigadh.

19. Oir bíodh go bfuilim sáor ó na huile dháoinibh, do rinne mé seirbhfoghantuidhe díom féin do na huile dháoinibh, chum ni sa mó do ghnodhughadh dam.

20. Agus do bhi mé mar Iudhuighe do na Iudhuighibh, chum na Niudhuigheadh do ghnodhughadh: don druing atá fói an reacht, amhuil [mar bheinn] fói an reacht chum na druinge atá fói an reacht do ghnodhughadh dam:

21. Don druing atá gan reacht, mar [do bheinn] gan reacht (biodh nach bfuilim gan reacht do tháobh Dé, as umhal do reacht Chriosd) chum na druinge gan reacht do ghnodhughadh dam.

22. Do bhi mé do na dáoinibh anbfanna mar dhuine anbfann, amhuil [mar do bheinn] meirbh, chum na ndáoine anbhfann do ghnodhughadh dham. Do bhi mé sa nuile chruth do na huile dhaóinibh, chum go sáorfainn cuid éigin ar gach uile chor.

23. Agus as ar son an tsoisgéil do nim so, ionnus go mbiadh cuid agum de maraon ribhse.

24. A né nach bfuil a fios aguibh, an dream bhíos ag coimhrith ré chéile, go riothaid uile, bíodh gur ab éunduine beireas an geall? go madh hamhlaidh

dlnteóirsi ríot, ionnus go madh éidir lib gnodughadh.

25. Agus gach éon chleachtus sbáirn, is measarrdha é sna huile neithibh. Agus is uime do nid siadsan sin, chum coróine thruaillighe dfaghail: acht inne chum coróine neamhthruaillighe.

26. Uime sin as amhlaidh riothaimsi, ni mar fá thuáirim: as amhlaidh do nim sbáirn, ni mar neach bhuailios an taithéur.

27. Acht sgiursaim an cholann, agus do beirim fá umhlacht i: deagla ar éunchor ar ndéunamh seanmóra do dhruing eile dam, go ccuirfidh mé féin a ccúl.

## CAIB. 10.



Uilleadh eile fós a dhearbhraithreacha, ni háill leam beith dibh ainbhfeasach, go rabhadar ar naithre uile * fái an néull,
* Exod. 13. 21. Uibhre. 9. 18. agus go ndeachadar uile thríd a * bhfairrge:
* Exod. 14. 22.
2. Agus gur baisdeadh iad uile le Maóisi sa néull, agus sa bhfairrge:
* Exod. 16. 15. 3. Agus gur * itheadar uile áon bhiadh amháin sbioradálta:
* Exod. 17. 6. Uibhre. 20. 11. 4. Agus gur * ibheadar uile deóin-digh amháin sbioradálta. Oir do ibheadar don charraig sbioradálta do lean [iad:] agus dob í an charraig sin Criosd.
* Uibhre 26. 65. 5. Acht ni raibh Dia réidh re mórán aca: * óir do sgriosadh iad sa bhfásach.
6. Atáid na neithesi a nois na neisiomplairibh againne, ionnus nách biadh fonn droichneithe orainne,
* Uibhre 11. 4. Psal. 106. 14. amhail do * bhí orrthasan.
7. Uime sin na bighidhsi bhur lucht iodhaladhraidh, mar do bhí dream acasan,
* Exod. 32. 6. amhail atá sgriobhtha; * do shuigh an pobal sios chum ithe, agus ibhthe, agus do éirgheadar na seasamh chum súgartha.
8. Agus ná dérnamne sdriopachas, amhuil do rinneadar cuid acasan, agus
* Uibhre 25. 9. do * thuiteadar a néunló, trí míle fichiot [pearsa.]
9. Agus ná cuireamne cathughadh ar Chriosd, amhuil do chuireadar cuid acasan, agus do * sgriosadh iad re hathreachaibh neimhe. * Uibhre 21. 6.
10. Agus na déunaidhsi munmur, amhuil do rinneadar cuid acasan, agus * do sgriosadh iad ris an sgriosdóir. * Uibhre 14. 37.
11. Agus tárla na neithesi uile dóibhsion na neisiomplairibh: agus is chum fógartha do tabhairt dúinne, ar a rug deireadh an domhain, do sgriobhadh iad.
12. Uime sin an tí shaoilios beith na sheasamh, tugadh se re ais féin, deagla go bhfuighe se leagadh.
13. Ni tárla cathughadh [ar bith] dibh, acht an cathughadh leanus gach áon: agus atá Dia firinneach, nách bhfuileóngaidh cathughadh do chur oraibh ós cionn bhur neirt, acht do dhéuna se slighe dibh ann sa gcathughadh, ionnus go madh éidir lib a iomchar.
14. Ar a nadhbharsin, a dhearbhraithre gradhacha, seachnaidh iodhaladhradh.
15. Labhraim, mar [laibheórainn] re dáoinibh tuigsionacha: beiridh féin breith air a ni labhraim.
16. A né nách é cumaoin fola Chriosd, cupán na mbeannacht, do niomaóidne do bheannughadh? A né nách é cumaoin chuirp Chriosd, an tarán bhrisimid?
17. Oir as áonarán, agus áon-chorp sinne [bíodh go bhfuilmid] morán, do brigh go nglacmáoid uile ar gcuid dhéunarán.
18. Tabhraidh aire re hIsraél do réir na feóla: a né nách bi cuid rónna don naltóir, ag an druing itheas na hiodhbartaibh?
19. Uime sin créud a deirim: a né go bhfuil éinseasamh sa niodhail, nó go bhfuil éiseadh sa ni iodhbartar diodhaluibh?
20. Acht [a deirim] gur do * dhiabhlaibh iodhbraid na cinedhacha na neithe iodhbraid siad, agus nách do Dhia: agus ni háill leam cumann do beith agaibhsi ris na diabhluibh. * Deut. 32. 17. Psal. 106. 37.
21. Ni héidir lib cupán an tighearna dibe, agus cupán na ndeaman: ni héidir lib comhroinn bhuird an tighearna dfaghail, agus buird na ndeaman.

22. Ar

22. An bfuilmid ag brosdughadh an
tighearna ċum feirge? an treise sinne
ná eision?
23. Atáid na huile neiṫe dlisdea-
naċ daṁ, gidheadh ni bfuilid uile tarbhaċ:
atáid na huile neiṫe dlisdeanaċ daṁ,
gidheadh ni follamhnuighid uile,
24. Nár ab é a ni beanus ris féin
sirfeas neaċ ar biṫ, aċ sireadh gaċ aon
a ni raċus a soċar dá ċomharsain.
25. Itheadh gaċ ni reacṫar sa margadh,
* Deut. 10. gan ċeist ar biṫ do ṫaobh coinsiais.
14. Psal. 26. * Oir as leis an dtighearna an
14. 1. talamh, gona lionmhaireas.
27. Agus dá dtugaidh éunduine don
druing atá gan ċreideamh cuireadh diḃ, a-
gus go mad toil liḃ dul riu: Itheadh gaċ
ni ċuirṫear bhur bfiadhnuisi, gan ceist
ar biṫ do ċur do ṫaobh coinsiais.
28. Gidheadh dá nabrudh éunduine riḃ,
is iodhbalta do hiodhbradh so, ná hitheadh
[é,] ar son an ti do ḟoillsigh diḃh é,
agus ar son ċoinsiais. Oir as leis
an tighearna an talamh, gon a lionmhai-
reas.
29. Agus ni hé do ċoinsias sa
deirim, aċt coinsias an duine eile sin.
Oir créud fá a ndaimeontar mo ṡaoir-
se ré coinsias duine eile.
30. Agus más tré ġrás Dé rann-
ṫar riomsa é, créud fá labharṫar go
holc oram, ar son a neiṫe fá dtugaim
buidheaċas?
* Coloss. 3. 31. Uime sin * más ite, nó ibhe
17. ḋaoiḃ, nó gidh bé ar biṫ ni do ni siḃ, go
mad ċum glóire Dé dhéana siḃ na huile
neiṫe.
* 2 Cor. 6. 32. Ná tabhruidh * adhbhar oilbéime
3. do na Iudhaighiḃ, ná do na Gréuga-
ċaiḃ, ná deaglais Dé.
33. Do réir mar do nimse toil
gaċ aoin sna huile neiṫiḃ, agus ni
iarraidh eudála daṁ féin, aċt do mo-
rán, ċum a slánaighṫe.

CAIB. XI.


Bighidh bhur lusg leanmhana damh-
sa, do réir mar atáimse
do Chriosd.
2. Agus molaim siḃh
a dearbhráiṫreaċa, fá ċoimhne do beiṫ
agaiḃ oram sna huile neiṫiḃ, agus fá
beiṫ diḃ ag coiméud na nordaighṫeadh,
amhail tug mé diḃ [iad.]
3. Gidheadh as mian riom a ḟios do
beiṫ agaiḃ, * gur ab é Criosd ceann * Ephes. 5.
gaċ fir: agus gur ab é an fear ceann 23.
na mná: agus gur ab é Dia ceann Chri-
osd.
4. Gaċ uile ḟear agá mbi folaċ ar
a ċeann, ag urnaighe dó, nó ag fáidhe-
dóireaċt, do beir sé easonóir dá ċeann.
5. Gidheadh gaċ bean agá mbi a ceann
nochtaighe, ag urnaighe nó ag fáidheadói-
reaċt di, do béir si náire dá ceann, oir
is ionann sin agus a beiṫ bearrṫa di.
6. Oir muna raiḃ folaċ ar ċeann na
mná, bearrṫar i mar an gcéudna: aċt
mas gránna do mnaoi beiṫ bearrṫa, nó
lom, cuireadh si folaċ uirṫe.
7. Oir ni cóir don ḟior a ċeann dfo-
laċ, * do bríġ gur ab é iomháigh glóire * Gein. 1.
Dé é: aċt a si an bean glóir an fir. 26.
8. Oir ni ón mnaoi an fear: aċt ón
ḟior an bean.
9. * Oir ni ar son na mná do cru- * Gein. 2.
ṫuigheadh an fear: aċt an bean ar son a 23.
nfir.
10. Uime sin, is cóir don mnaoi
folaċ do beiṫ ar a ceann, ar son na
naingeal.
11. Gidheadh ni [bfuil] an fear a néug-
mais na mná, ná an bean a néugmais a
nfir, sa dtighearna.
12. Oir amhail mar is ón bfear an
bean, mar an gcéudna as trid an mnaoi
an fear: aċt is ó Dhia na huile neiṫe.
13. Measaidh ionnaiḃ féin, an cubhaidh
do mnaoi gan folaċ [ar a ceann,] Dia do
ġuidhe?
14. A né naċ bfuil an náduir féin
dá teagasg diḃ, gur nár dfior gruág
fada do beiṫ air?

15. Gidheadh dá raibh gruag fada ar mnaoi, as glóir di é: óir is mar folaċ tugadh a gruag di.

16. Aċ má bhíonn duine cointinneaċ, ní bhfuil a leitid sin do ġnáth aguinne, nó ag eaglaisibh Dé.

17. Agus agá foillsiuġadh so dam, ni ṁolaim sib, fá tteaċt a gceann a ċéile dibh, ni ċum bur leasa, aċ ċum bur naimhleasa.

18. Oir ar ttús, ar gcruinniuġadh dibh a gceann a ċéile sa neaglais, do ċluinim go mbid sioṡmadha eadruibh, agus creidim é a ccáil.

19. Oir is éigin fós eiriceaċt do beiṫ bur measgsa, ċum na ndaoine atá dearbhṫa eadruibh beiṫ follus.

20. Uime sin ar gcruinniuġadh dibh a gceann a ċéile, ni hé sin suipéir an tiġearna do ċaiṫeaṁ.

21. Oir itid gaċ aon a ṡuipéir féin roimhe tús: agus bi ocarus ar dhuine aguibh, agus duine eile ar meisge.

22. A né naċ bhfuil tiġṫe aguibh ċum ite, agus ibhṫe? nó an bhfuiltí ag tarcaisniuġadh eaglaise Dé, agus ag tabhairt náire don druing atá gan sinni? Creud a déura mé lib? an molfad sib? ni ṁolaim sib sa gcássa.

23. Oir is ón dtiġearna fuáir misi a ní tug mé dibhse mar an gcéudna, gur glac an tiġearna Iosa arán sa noiḋċe ionar braiteadh é:

*Math.26. 26. Marc. 14.22.Lúc. 22.19.

24. * Agus ar mbeiṫ buideaċas dó, do bris sé [é,] agus a dubhairt sé, glacaidh, itidh: a sé so mo ċorpsa brisdear ar bur sonsa: déunaidh so mar ċoimniuġadh orumsa.

25. Agus an cupán mar an gcéudna tar éis suipéir, ag rádh: a sé an cupánsa an tiomna nua, trém ḟuilse: déunaidh so, dá mhionċas ibhṫí [é,] mar ċoimniuġadh orumsa.

26. Oir ni bhfuil dá mhionca iosas sib an taránsa, agus iobhthas sib an cupánsa, náċ bhfoillsiġeann sib bás an tiġearna, go tteaċt dó.

27. Uime sin gid bé iosas an taránsa, nó iobhthas cupán an tiġearna go neimhiomċubaidh, biáidh sé cionntaċ do ċorp agus dfuil an tiġearna.

28. Ar a nadhbharsin dearbhadh gach duine é féin, agus mar sin iteadh sé don aránsa, agus ibheadh don ċupánsa.

29. Oir gid bé itheas agus ibheas go neimhiomċubaidh, itid agus ibhid sé damnuġadh do féin, an tan naċ déun sé eidirdhealuġadh eidir ċorp an tiġearna [agus biadh eile.]

30. Dá bhrigh so atáid morán meiribh agus ar dhiṫ neirt eadruibh, agus morán ar néug.

31. Oir dá mbeiṫ breaṫnuġadh aguinn oruinn féin, ni bhfuigheamaoís breaṫ oruinn.

32. Gidheadh an tan beirṫear breiṫ oruinn, is ris an tiġearna smaċtaiġṫear sinn, deagla ar ndamnaiġṫe maille ris a tsaoġal.

33. Uime sin a dearbhráiṫreaċa, ar dteaċt dib a gceann a ċéile ċum ite, fuirniġid ré ċéile.

34. Agus dá raibh ocarus ar éinneaċ, itheadh sé agá tiġ, deagla tteaċt dáoibh a gceann a ċéile ċum damnaiġṫe: agus ar dteaċt dam cuirfe mé, gaċ ni eile a nórduġadh.

---

## CAIB. 12.

ACho a dtaoibh neiṫib spioradalta, a dearbhráiṫreacha, ni háill leam beiṫ dáoibh ainbhfeasaċ.

2. Atá a fios aguibh, go rabhabhair bur gcinedhachaibh, ar bur dtarraing go hiodhalaibh balbha, do réir mar do treóraiġṫeadh sib.

3. Uime sin foillsigim dáoibh, naċ abhair éinneaċ labhrus ó spioraid Dé, Iosa do beiṫ mallaiġṫe: agus naċ féidir dáoinneaċ a rádh gur bé Iosa an tiġearna, aċt tré sa an spiorad naomh.

4. Atáid * tiodhlaice éugsamhla ann, as ni bhfuil as éin spiorad amháin. *Rómh. 12.4.

5. Agus atáid miniosdrálasa éugsamla ann, gidheadh ni bhfuil as éintiġearna amháin.

6. Agus atá oibriuġadh éugsamla ann,

am giodh a sé an tén Ɲdia oibrigheas na huile neite, sna huilib.

7. Agus do ġeib gach én foillsiuġadh na sbioraide, ċum tairbe.

8. Oir do ġeib neach briaṫar eagna trés an sbiorad, agus neach eile briaṫar eólais trés an sbiorad céudna:

9. Neach eile creideamh trés an sbiorad céudna: agus neach eile tabartus leiġis, trés an sbiorad céudna: agus neach eile oibriuġadh miorbuileadh: agus neach eile faidheadóireaċt: agus neach eile breaṫnuġadh sbiorad:

10. Agus neach eile [morán] do ġnéitib teangṫadh: agus neach eile miniuġadh teangṫadh.

11. Agus as éinsbiorad amáin oibriġeas na neiteise uile, ag roinn ré gach én fó leit, do réir mar as áill ris.

12. Oir amhuil mar as én an corp, agus morán do ballaib aige, ⁊ buill a néunċuirp uile, bíoḋ gur ab iomḋa iad, nach bfuil ionta acht éncorp amáin, as mar an gcéudna atá Críosd.

13. Oir is tré éinsbiorad do baisdeadh sinn uile ċum éunċoirp, más Iúduiġe sinn, nó Gréugaiġ, más saor nó daor sinn: agus tugadh deoch dúinn uile ré a hibe ċum éinsbioraide.

14. Oir ní héunball an corp, acht morán.

15. Dá nabradh an cos, do bhrigh nach mé an lámh, ní don ċorp mé: a né nach don ċorp í ar a son sin?

16. Agus dá nabradh an ċluas, do briġ nach mé an tsúil, ní don ċorp mé: a né nach don ċorp í ar a son sin?

17. Dá [mbiadh] an corp uile na súil, cá háit [a mbiadh] an téisdeaċt? dá [mbiadh sé] uile na éisdeaċt, cá háit a mbiadh an boltanus?

18. Acht a nois do ċuir Dia na buill sa gcorp, gach ball díob fó leit, do réir a tola féin.

19. Acht dá mbeidis uile na néunball, cá háit [a mbiadh] an corp?

20. Gidheadh a nois [atáid siad] na morán ball, [bíoḋ nach bfuil] acht éncorp amáin.

21. Agus ní héidir ris an tsúil a rádh ris an láimh, ní bfuil feidhm agum ort: nó a ris don ċeann ris na cosaib, ní bfuil feidhm agum oraibse.

22. Acht go mórmhór buill an ċuirp ré ar cosmhuile beit ró lag, atá feidhm orṫa.

23. Agus is ar ballaib an ċuirp noċ saoilmíd do beit neamhonórach, as mó ċuirmíd donóir: agus ar na [ballaib] as neimhdeisi aguinn, as mó ċuirmíd do deisi.

24. Oir ní bí ar mbuill deasa na riachtanus: acht do ċomhsuiḋ Dia an corp ar a ċéile, ar dtabhairt na honóra as mó don ċuid ó dteasdaiġ sí.

25. Ionnus nach biadh sioſma sa gcorp, acht go mbiadh an cúram céudna ag na ballaib ar son a ċéile.

26. Uime sin dá bfuilngid éunball, comhfuilngid na buill uile; nó dá bfaġadh éunball onóir, do níd na buill uile gáirdeaċas má réir ris.

27. Agus as sibse corp Chríosd, agus buill fó leit.

28. Agus do *órduiġ Dia dream áiriġe sa neaglais, ar tús absdail, na diaiġ sin fáide, an tres uáir lucht teagaisg: a ris lucht miorbuile do déunamh, na diaiġ sin lucht leiġis, lucht cobarta, lucht riaġalta, [agus iomad] do ġnéitib teangṫadh. *Ephes. 4. 11.

29. An bfuilid uile na nabsdaluib? an bfuilid uile na bfáidib, an bfuilid uile na lucht teagaisg?

30. An cumasach iad uile [ar miorbuilib do déunamh?] an bhfuilid tiodhlaice leiġis aca uile? an labraid uile ré teangṫaib? an ndéunaid uile eidirminiuġadh?

31. Acht bíoḋ mian na subhailceadh as fearr oraib: agus foillseochaidh mé sliġe dhíb ré mbéunra sib bárr.

## Caib. 13.

Giodh go laibheórainn ré teangthaibh dáoine agus aingel, agus gan grádh ionnam, ni bhfuilim acht mar phrás ag déunamh fuáime, nó mar chimbál ag clingeas.

2. Agus giodh go mbeith fáidheadóireacht agam, agus go mbeith fios na nuile rúndiamhradh, agus gach uile eólas agam: agus giodh go mbeith an creideamh uile agam, ar ghléus go bhféudfainn sléibhte atharughadh, agus mé beith gan grádh, ni bhfuil éifeas ionnam.

3. Agus giodh go gcaithfinn a bhfuil agam ré bochtaibh do chothughadh, agus go dtiubhrainn mo chorp féin dá losgadh, agus mé beith gan grádh, ni bhfuil tarbha dham ann.

4. Atá an grádh fadfhuilngidheach, deaghchroidheach: ni ghabhann an grádh tnúth: ni dhéanann ní ar bith go neimhchóir: ni móidtheach é.

5. Ni dhéanann ní ar bith ré tarcuisne: ni iarrann sé na neithe bheanas ris féin: ni sobhrosduighthe é chum feirge: ni smuáineann sé ar a nolc:

6. Ni dhéanann gáirdeachus sa néugcóir, acht gabhaidh sé gáirdeachas sa bhfírinne:

7. Fulaingidh sé na huile neithe: creididh sé na huile neithe: bí muinighin aige as na huile neithibh: iomchraidh ris na huile neithibh.

8. Ni théid an grádh ar gcúl choidhche: giodh go rachaid fáidheadóireachta ar gcúl, agus go gcoisgfid na teangtha, agus go gcuirfighthear an teólas ar gcúl.

9. Oir ni bhfuil [a nois] againn acht gné eóluis, agus gné fáidheadóireachta.

10. Acht an tan thiucfas a ní iomlán, cuirfighthear an tansin a ní easbhuidheach ar gcúl.

11. An tan do bhí mé um naóidhean, do labhair mé mar naóidhean, do thuig mé mar naóidhean, as ciall naóidhin do bhí agum: acht ar dteacht dam go haois iomláin, do chuir mé na neithe leanbhaidhe ar gcúl.

12. Oir is rádharc sgéuláire dorcha atá againn a nois, acht a nuáirsin [biam] ar aghaidh a chéile: a nois, atá gné aithne agam, acht an tan sin aitheónad do réir mar atá aithne oram.

13. Agus a nois fanaid na trí neithesi, creideamh, dóchas agus grádh: gidheadh a sé an grádh is mó díobh so.

## Caib. 14.

Leanaidh an grádh, agus biodh mian na neitheadh spioradálta oraibh: acht go madh mó go ndénadh sibh fáidheadóireacht.

2. Oir an tí labhras a dteangthaidh [coimhthighe,] ni ré dáoinibh labhras sé, acht ré Dia. Oir ni thuigeann éunduine é: giodh go labhrann sé rúndiamhradh san spiorad.

3. Acht an tí do ní fáidheadóireacht as ré dáoinibh labhras sé chum follamhnaighthe, chum teagaisg, agus chum comfurtachta.

4. An tí labhras a dteangthaidh [coimhthighe] a sé féin follamhnaigheas sé: acht an tí do ní fáidheadóireacht, follamhnaighidh sé a neaglais.

5. Agus do b'fearr leam go labhradh sibh uile ré teangthaibh, acht bá foinnighe leam ná sin, sibh do dhéunamh fáidheadóireachta: óir is mó an tí do ní fáidheadóireacht, ná an tí labhras ré teangthaibh, acht muna ccuiridh sé a gcéill iad, chum follamhnaighthe dfagháil don neaglais.

6. Agus a nois, a dhearbhráithreacha, dá dtigidh mé chugaibh ag labhairt ré teangthaibh, créud é an sochar do dhéunadh dhíbh, muna labhra mé ribh a bhfoillsiughadh, nó a neólas, nó a bhfáidheadóireacht, nó a dteagasg?

7. Tuilleadh eile fós, na neithe gan anam do ní fuaim, mas píob, nó cláirseach, muna ndéarna siad eidirdhealughadh ann a ngothaibh, cionnus do gheubthar a fios créud sinntear ar an bpíob, nó ar an gcláirsigh?

8. Mar an gcéudna má bheir an

trompa

tromṗa fuáim neimċinnte uaḋ, cia ullmeoċas é féin cum caṫa?

9. As amhluidh sin sibhse, muna labhartaoi briaṫra soṫuigsiona tres an dteangaidh, cionnus aiṫeontar a ni labhartar? óir is fá a naiéur laibheórus sibh.

10. Atáid (do réir mar táṙla añ) a noireḋ sin do ġnéitib goṫañ sa domhan, agus ni bfuil éunġuṫ diob gan céill.

11. Uime sin muna dtuige mé briġ an ġoṫa, biáid mé barbarṫa ag an ti labhrus, agus biáid an ti labhrus barbarṫa agumsa.

12. As mar sin sibhse mar an gcéadna, do briġ go saṅtuiġeñ sibh neiṫe sbioradálta, iarraid bárr do breiṫ cum follamhnuiġṫe na heglaisi.

13. Uime sin an ti labhrus a dteangaidh [coimṫiġe] guidheaḋ sé go madh éidir leis ni eidirmhiniuġaḋ.

14. Oir má nim urnuiġe a dteangaidh [coimṫiġe,] do ni mo sbiorad urnuiġe: gidheaḋ atá mo ṫuigsi neamhṫorṫhoċ.

15. Créud eile maseaḋ? do déuna mé urnuiġe ris an sbiorad, gidheaḋ do déna mé urnuiġe ris a ttuigsi mar an gcéudna: do déuna mé ceól ris an sbiorad, as fós do déuna mé ceól ris a ttuigse.

16. Nó má beir tú buideaċas ris an sbiorad, cionnus a déunas an ti atá a náit an túata, Amen, ré breiṫ buidheaċais duitsi, agus naċ fios dó créud a deir tu?

17. Oir go deimin as maiṫ beires tusa buideaċas, gidheaḋ ni faġañ neaċ eile a follamhnuġaḋ.

18. Beirim aibhdhe réim Dhia gur mó labhruim do ṫeangṫaibh ná sib uile.

19. Gidheaḋ do b'fearr leam cúig focail maille rém ṫuigsi do labhairt sa neglais, cum daoineaḋ eile do ṫeagasg mar an gcéudna, ná deiċ mile focal a dteangaidh [coimṫiġe.]

20. A dearbhráiṫreaċa, na bigidh bur leanbaidh a dtuigsi: *as a dtaob droċmhéine bigidh bur leanbaidh, gidheaḋ a dtuigse bigidh foirfe.

*Matth.18.3

21. Atá sgriobṫa sa reaċt: *Laibheóra mé ris an bpobalsa a dteangṫaibh agus a nurlabhra eile: agus mar sin fós ni éisdfid mé, a deir an Tigearna.

*Isa.28.11

22. Uime sin, as mar ċomarṫa atáid na teangṫa [coimṫiġeaċa,] ni don druing creidas, aċ don druing atá gan ċreidim: gidheaḋ ni don druing atá gan creideamh [foġnus] fáidheadóireaċt, aċ don druing ċreideas.

23. Uime sin da gcruinniġe a neaglais uile a gceann a céile, agus go laibheórid uile ré teangṫaibh [coimṫiġeaċa,] agus go dtiucfaid túaṫaḋa nó daoine an diṫ creidim a steaċ, a né naċ aibeórid siad go bfuil sib a buile?

24. Gidheaḋ dá rabhaid uile ag fáidheadóireaċt, agus duine gan ċreideamh nó túaṫa do teaċt a steaċ, sbreaġṫar uaṫa uile é, [agus] do niṫear uile breiṫeamhnus air.

25. Agus mar sin foillsiġṫear neiṫe folaighecha a ċroidhe, agus amhluidh sin ar dtuitim ar a aġaidh dó, do béura sé onóir do Dhia, ag foillsiuġaḋ go bfuil Dia eadraibhse go firinneaċ.

26. Maseaḋ créd é sin, a dearbhráiṫreaċa? an dtaċt a gceann a céile dibh, atá salm, atá teagasg, atá teangaidh, atá foillsiuġaḋ, atá miniuġaḋ ag gaċ duine agaib: déuntar na huile neiṫe cum follamhnuiġṫe.

27. Dá labhruid ċonduine a dteangaidh [coimṫiġe, labhraḋ] dias no triur an ċuid is mó de, agus sin a ndiaiġ a céile: agus déunamh ċon eidirmhiniuġaḋ.

28. As muna mbiáid fear eidirmhiniġṫe añ, bioḋ sé na ṫosd sa neglais, agus labhraḋ ris féin agus ré Dia.

29. Agus labhraḋ dias nó triur do na fáidib, agus déunaidh an ċuid eile breiṫeamhnus.

30. As má ġeib [fáidh] eile suidheas na naice taisbéunaḋ, bioḋ an céudduine na ṫosd.

31. Oir is féidir lib uile fó leiṫ fáidheadóireaċt do déunamh, chum foglama

glama

ġlanna agus compurtasa dfaġáil dib uile.

32. Agus atáid spioráda na bfáidheadh, umal do na fáidhibh.

33. Oir ni hé Dia [ughdar] na buáidhearta, acht na síothcháina, mar [as léir] a nuile eaglaisibh na náomh.

* 1 Tim. 2. 12. 34. * Bíodh bhur mná na dtost sna heaglaisibh: óir ni ceaduigheach dóibh labhairt, acht a beith umal, amhail a deir

* Gein. 3. 16. * an reacht mar an gcéudna.

35. Agus dá raibh fonn ciniente dfoghluim orrtha, fiafruighidis a stigh dá bfearaibh [é], óir as nár do mhnáoi labhairt sa neaglais.

36. An uáibhse tháinic briathar Dé? nó an chugaibhse amháin ráinic sí?

37. Más dóigh ré héinneach gur fáidh, nó [duine] spioradálta é féin, bíodh a fhios aige na neithe sgriobhuimse chugaibh, gur ab iad aitheanta an tighearna iad.

38. As an tí atá ainbhfeasach, bíodh ainbhfeasach.

39. Uime sin, a dhearbhráithre, bíodh ro fonn oruibh fáidheadóireacht do dhéunamh, agus ná cuiridh toirmeasg fá labhairt ré teangthaibh.

40. Déuntar na huile neithe go deaghmhaiseach, agus do réir ordaighe.

---

## CAIB. 15.

Tuilleadh eile, a dhearbhráithre, atáim ag foillsiughadh an tsoisgéil dibh, noch do-sheanmóir mé dibh [cheana,] noch do ghabhabhair chugaibh, agus ann a seasbhuighe mar an gcéudna:

2. [Agus] tré a slánaightear sibh fós, dá gcoimhéadaoi sibh an briathar ionnar seanmóir mé dibh [é:] munar chreideabhair go díomhaoin.

3. Oir tug mé dibh ar dtús an ni fuáir mé mar an gcéadna, eadhon go bfuáir

* Isa. 53. 5, &c. Críosd bás ar son ar bpeacaidhe, do réir na sgriobtúr:

4. Agus gur hadhlaiceadh é, 7 gur

* Psal. 16. 10. éirigh sé an treas lá * do réir na sgriobtúr:

5. * Agus go bfacas é ré Cephas, * Eoin. 20.

agus na dhiaigh sin ris an dá fear dhéug. 19.

6. Na dhiaigh sin fuáir ós cionn chuig céud dearbhráthair radharc air a náoinfeacht: agá bfuil a lán díobh na mbeathaidh gus a nois, agus dream eile na gcodladh.

7. Na dhiaigh sin do chonnairc Séumus é: a ris na habsdail uile.

8. Agus na ndiáigh uile, * do chonnairc misi féin é, mar neach rugadh a nanamm. * Gníomh. 9. 4. Caib. 9. 1.

9. Oir as mé as luga do na habsdalaibh, agus ni fiú mé absdal do ghairm díom, do bhrigh go raibh mé ag géarleanmhuin eaglaisi Dé.

10. As tré ghrás Dé atáim mar atáim: agus ni raibh a ghrásasan [do tiodhlaiceadh] dham gan brigh, óir is mó an saothar do rinne mé ná iadsan uile: bíodh nach misi fós, acht grás Dé maille riom.

11. Uime sin giodh bé dhinn, misi nó iadsan, as amhlaidh so do nimid seanmóir, agus as amhlaidh so do chreideabhairsi.

12. Agus má nithear Críosd a seanmóir, gur eirigh sé ó marbhuibh, cionnus a deir cuid agaibhse nach bfuil eiséirghe na marbh ann.

13. Oir muna bfuil eiséirghe na marbh ann, níor éirigh Críosd fós.

14. Agus munar éirigh Críosd, go deimhin as díomhaoineach ar seanmóirne, agus as díomhaoineach bhur gcreideamhsa mar an gcéudna.

15. Agus geibhthear sinne fós ar bfinnéidhe bréige ar Dhia: óir do rinneamar fiadhnuisi do thaobh Dé, gur dhúisig sé Críosd [ó marbhuibh:] an tí nár dhúisig sé, muna neiséirgid na mairbh.

16. Oir muna néirghid na mairbh, níor éirigh Críosd féin fós.

17. Agus munar éirigh Críosd, as díomhaoin bhur gcreideamhsa: atá sibh fós ann bhur bpeacadhaibh.

18. Agus mar sin an méid do chodail a gCríosd, atáid ar ndul amugha.

19. Más sa mbeathasa amháin atá dóchas againn as Críosd, as sinn is mó do dhiol truáighe do na huile dhaoinibh.

20. As

20. As a nois do eiséirgiḋ Cri-
*Coloss.1. osd ó marḃaiḃ: * do riñeḋ céudtoradh
18. na druinge do ḃí na gcodladh ḋe.
21. Oir do ḃríġ gur tré ḋuine
[táinic] an bás, as tré ḋuine mar an
gcéudna [tig] eiséirġe na marḃ.
22. Oir amhuil mar ġeibid na huile
ḋaoine bás a Nádam, as mar an gcéud-
na do ḋéuntar iad uile daitḃeóḋughadh
a gCriosd.
*1 Tessal. 23. Gidheḋ * gach aon aṅ a ordu-
4.15. ġadh féin: Criosd an céud toradh, na
ḋiáiġ sin, an luċ ḃenus ré Criosd, agá
ṫeaċt:
24. Aṅ sin bias an ċrioċ ḋeiġeanaċ,
ar dtaḃairt na rioġaċta suas dó a láim
Ḋhé atar: an tan ċuirfeas sé ar gcúl
gach uile uasaránas, agus gach uile
ċumas, agus gach uile neart.
25. Oir as éigean dó beiṫ na ri,
*Psal.110. * nó go gcuiriḋ sé a naimde uile faoi
1. na ċosaiḃ.
26. A sé an bás an námhuid deiġe-
naċ sgriosdar.
*Psal.8.6. 27. Oir * do ċuir sé na huile neiṫe
fói na ċosaiḃ. Gidheḋ an tan a deir
sé gur cuireaḋ na huile neiṫe fói, as
follus nach ḃeanann an rádh so ris an ti
do ċuir na huile neiṫe fói.
28. Agus an tan ċuirfidtear na
huile neiṫe fói, biaid an mac féin aṅ
sin fói an ti do ċuir na huile neiṫe fói,
cum Dé do beiṫ na uile sna huiliḃ.
29. Nó creud ḋéunus an dream atá
ar na mbaisdeaḋ ar son na marḃ? muna
neirġid na marḃ ar éunċor, creud fá
mbaisdear iad ar son na marḃ?
30. Creud fá bfuilmíde fós a
nguáis gach uile uáir?
31. Dar bur ngáirdeaċusa noch
atá agumsa a Niosa Criosd ar dti-
ġearna, do ġeibim bás gach laoi.
32. Más do réir nóis daoinna do
ċomhraiceas mé ré hainmhidib a Nepheſus,
creud é an tarba a dtéid sé dam, mu-
*Isa.22.13. na néirġid na marḃ? * iteam, agus ibeam:
óir do ġeubam bás a máraċ.
33. Ná mealltar sib: truáillid
droċ ċomhráite béusa maiṫe.
34. Músgluidh cum fíreuntaċta,
agus na déunaiḋ peaċadh: óir ní ḃfuil
eólus Dé ag cuid [agaiḃ:] as chum
náire do ċur oraiḃ a deirim so.
35. Aċ a déuraiḋ neaċ éigin; ci-
onnus éirġid na marḃ? agus creud é
samail an ċuirp aṅ a dtigid siad?
36. O a ḋuine míċéillid, an siol
ċuireas tusa, ni beóḋuiġear é, muna
bfaġuiḋ sé bás ar tus.
37. Agus a ní siolċuireas tú, ni hé
an corp bias, do siolċuireas tú, ach
grán lom, gáon, cruiṫneaċta, nó arbhar
éigin eile.
38. Aċ do beir Dia corp dó do
réir a ṫola féin, agus dá gach uile
siol a corp féin fó leiṫ.
39. Ni haon feóil amáin gach uile
feóil, as atá feóil ar leiṫ ag daoinib,
agus feóil ar leiṫ ag ainmhidib, agus
feóil ar leiṫ ag iasguib, agus feóil
ar leiṫ ag éunlaiṫ.
40. Agus [atáid] cuirp neamhdha
[aṅ,] agus cuirp talmuide: gideadh
atá glóir ar leiṫ ag na [corpuibh]
neamhda, agus glóir ar leith ag na
[corpuib] talmuide.
41. Atá glóir ar leiṫ ag an
ngréin, agus glóir ar leiṫ ag an
ngealuiḋ, agus glóir ar leiṫ ag na
réultuib: óir atá dithfir ġlóire eidir
réult, agus réult [eile.]
42. As mar an gcéadna [bias] eis-
éirġe na marḃ. Ḃi an corp truáilliġe
agá ċur, [agus] eirġid sé neamhtru-
aillid.
43. As neamhonóraċ é agá ċur, [a-
gus] éirġid sé maille ré glóir: bi
gan neart agá ċur, [agus] éirġid sé
maille ré neart: bi sé na ċorp ná-
dúrṫa agá ċur, [agus] éirġid sé na
ċorp sbioradálta.
44. Atá corp nádúrṫa aṅ, agus
corp sbioradálta.
45. Amhuil fós atá sgrioḃtha:
* do rineaḋ an céaduine Adham na anam *Gein.2.7.
beó: an Tádhamh deiġeanaċ na spio-
rad beóḋa:
46. Gideaḋ ni hé an ni sbioradál-
ta do bhi air tus, as an ni nadúr-
ta: na dhiáigh sin an ni sbioradálta.


47. An

47. An céuduine talmhuidhe, ón ttalamh: an dara duine an tighearna ó neamh.

48. Mar atá an duine talmhuidhe, as mar sin atáid an druing talmhuidhe: agus amhail [atá] an neach neamhdha, as amhlaidh sin [atáid] an druing neamhdha.

49. Agus amhail do iomchramar iomháigh an duine talmhuidhe, iomchóram fós iomháigh an duine neamhdha.

50. Ag so an ní a deirim, a dhearbhráithre, do bhrígh nách féidir re feóil agus re fuil oighreacht ríoghachta Dé dfagháil: ná re truáillidheacht beith na oighre ar neamhthruáillidheacht.

51. Féuch, as ní dorcha labhruim ribh, ní choideólam uile, achd cuirfidhthear a naitheannach crotha sinn uile, a mómeint, re silleadh na súl, re [guth] * an stuic deigheanaigh.

*Math.24. 31. 1 Tess. 4. 16.

52. Oir séidfidh an stoc, agus éireóchar na mairbh, neamhthruáillighe, agus cuirfidhthear sinne a naitheannach crotha.

53. Oir as éigean don ní truáillidhesi, neamhthruáillidheacht do ghabháil uime, agus don ní somharbhthasa, neamhmharbhthachd do ghabháil uime.

54. Agus an tan gheubhus a ní truáillighesi, neamhthruáillidheacht uime, agus a ní somharbhthasa, neamhmharbhthachd uime, biáidh an tan sin an briathar atá sgríobhtha ar na coimhlíonadh; * do sluigeadh an bás a mbuáidh.

* Isa.25.8. Osea. 13. 14.

55. O, a bháis, gá háit a bhfuil do cháilg? ó a uáimh, gá háit a bhfuil do bhuáidh?

56. A sé an peacadh cáilg an báis: agus a sé an reacht neart an pheacaidh.

57. Gidheadh a buidhe re Dia, do beir dúinn buáidh do breith tré ar dtighearna Iósa Críosd.

58. Uime sin, a dhearbhraithre gráddacha, bíthidh cómhnuigheach, neamhchorrach, ag méudughadh do ghníomh a nobair an tighearna, ar mbeith a fios agaibh nach díomhaoin bhur saothar sa dtighearna.

# CAIB. 16.

Uilleadh eile a dtáobh an chruinnighe fá chomhair na naomh, do réir mar do órduigh mé deaglaisibh na Galátia, déunaidhsi fós mar an gcéudna.

2. Gach éun chéud [lá] don tseachtmhuin cuireadh gach aon agaibh aige leith leis féin do réir mar as áill leis: ionnus nach biáidh tionól re déunamh, ar dteacht dámsa.

3. Agus ar dteacht dam, gidh bé ar bith duine molfas sibhse re bhur litreachaibh cuirfidh mé iad do breith bhur ccarthannais go Hiarusalém.

4. Agus más iomchubhaidh fós mé féin imtheacht, racháid siadsan am chuideachta.

5. Agus gheubhadh mé chugaibhsi, tar éis mé dul tré Mhacedónia. (Oir gheubhadh mé tré Mhacedónia.)

6. Agus dob éidir go bhfanfuinn, nó fós go ccaithfinn an geimhreadh bhur bhfochairsi, ionnus go racadh sibh tamall do shlighe lem, gidh bé áit a racaidh mé.

7. Oir ní mian liom dul bhur bhfechain a nois don dulsa: gidheadh atá súil agum fuireach bhur bhfochair seal tamaill, do chead an tighearna.

8. Agus do dhéuna mé cómhnuidhe a Nephesus go cingcis.

9. Oir do hosgladh dorus mór éifeachdach dam, agus naimhde iomdha.

10. Agus dá dtigidh Timotéus, tugaidh aire ribh go mbiáidh sé gan eagla bhur bhfochair: óir saothruighe sé a nobair an tighearna, amhail do nimse.

11. Uime sin ná tugadh éanduine neimhcion air: achd treóruighe uáibh a siothcháin é, chum teacht chugamsa dó: óir atá súil agum ris maille ris na dearbhraithribh.

12. Agus a dtáobh ar ndearbhráthar Apollós, do shir mé go dithchiollach air, teacht chugaibhse maille ris na dearbhráithribh, achd ní raibh a aigneadh ar éancor re teacht a nuáirse: gidheadh tiucfaidh sé an tan gheubhus sé ám iomchubhaidh.

13. Déunaidh

13. Déunaidh faire, seasaiḋ sa gcreideaṁ, bigidh fearrgha, bigidh láidir.

14. Déanaiḋ na huile neiṫe maille ré gráḋ.

15. Agus iarruim daṫċuinġe oruib, a ḋearbráiṫre, (ós aiṫniḋ ḋíb muinntir ṫiġe Steapháin, gurab iad céadtoraḋ na hAchaia, agus go dtugadar iad féin do ḋéanaṁ miniosdrálas do na naoṁuib.)

16. Biġiḋse fós umal da leithid sin, agus dá gaċ aon do ni obair agus saoṫar maille rinn.

17. Agus atá lúaṫġáire oram tré ṫeaċt Steapháin, agus Fhortunátus, agus Achaicus, do briġ go ndearnadar bur nionaḋsa ḋaṁ.

13. Oir tugadar furtaċt dom sbioruidse, agus do bur sbioruidsi. Uime sin bioḋ meas aguibh ar a samhuil sin.

19. Cuiriḋ eaglaisiḋe na hÁsia beaṫa agus sláinte ċugaibh. Cuiriḋ Acuilas, agus Priscilla maille ris a neaglais atá ann a dtiġ, beaṫa agus sláinte go díoġraiseaċ sa dtiġearna ċugaib.

20. Cuiriḋ na dearbraiṫre uile beaṫa agus sláinte ċugaib. Teannuiḋ féin ré ċéile maille ré póig naoṁṫa.

21. Beaṫa agus sláinte uáimse Pól ré mo láiṁ féin [ċugaib.]

22. Giḋ bé naċ gráḋuiġeann an tiġearna Iosa Criosd, bioḋ sé mallaiġe go síorruiḋe.

23. Grása an tiġearna Iosa Criosd maille rib.

24. Mo ġráḋsa maille ribh uile a Níosa Criosd. Amén.

# DARA EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA CCORINTHIANACH.

## CAIB. I.



OL Absdal Iosa Criosd, tré thoil Dé, agus an derbhráthair Timotéus, chum egluisi Dé noch atá a gCorintus, maille ris na huile naomhaibh atá ar feadh na hAcháia;

2. Grása maille ribh, agus síothcháin ó Dhia ar nathair, agus ón dtighearna Iosa Criosd.

* Ephes. 1. 3. 1 Phead. 1. 3. 3. * Glóir agus moladh do Dhia, eadhon, athair ar dtighearna Iosa Criosd, athair na trócaire, agus Dia na huile furtachta:

4. Do beir furtachd dúinn ann ar nuile thriubloidibh: ionnus go dtiucfadh dhinn comfurtachd do thabhairt don droing ar a mbi buáidhreadh ar bith, tréd an gcomfurtachd ré a bfaghmaoid féin furtachd ó Dhia.

5. Oir amhuil mar lionus páis Chriosd ionnainn: as amhlaidh sin lionus ar bfurtachd mar an gcéadna tré Chriosd.

6. Agus más buáidhirt dúinn, ar son bhur gcomfurtachtasa, agus bhur slánuighe: nó más furtachd dúinn, ar son bhur gcomfurtachtasa agus bhur slanuighe, oibrighthear ionnuibh a bfulang a namhghar céudna fhulingemid féin.

7. Atá muinighin daingean aguinn asuibhsi: do bhrigh go bfuil a fios aguinn, mar do gheibh sibh bhur gcuid don nanshógh, go bfuighe sibh bhur gcuid don tsógh mar an gcéudna.

8. Oir ni háill linn aimbfios do beith oruibh, a dheirbhbhráithre, a dtaobh na buáidheartha tárla dúinn sa Násia, eadhon, gur bruigheadh tar mhogh sinn ós cionn ar neirt, ionnus go raibh amharus aguinn fós ar a beith beó.

9. Ach do bhreathnuigheamar ionnainn féin go rabhamar fá breith an bháis, ionnus nach asuinn féin do bhiadh muinighin aguinn, acht as Dia dhúisgeas na mairbh:

10. Noch do fhóir sinn ó na chomhór sin do bhás, agus fhóirus [sinn:] as a bfuil ar ndóigh go sfóirfidh sé sinn fós mar an gcéudna.

11. * Ar mbeith dhibhse ag comhcungnamh ré chéile a nurnuighe ar ar son, ionnus go ttiubhradh mórán buidheachus ar ar soinne, do bhrigh an tiodhlaice [fuaramar] ar son mhoráin. * Róm. 15.30.

12. Oir a sé so ar ngáirdeachaisne, fiadhnuisi ar ccoinsiáis, gur a neamhurchóid agus a bfiorghloine diádha, agus nach a ngliocus collaidhe, ach maille ré grás Dé, do bhi ar gcoimbearsáid sa tsaoghal, agus go mórmhór eadruibhsi.

13. Oir ni neithe eile sgriobhamáoid chugaibh, ach na neithe léighear sibh, nó fós agá bhfuil a bhfios dearbhtha aguibh: agus atá súil agam go mbiáidh sibh deimhneach arsda go dteas don chrich dheigheanuigh.

14. Amhuil do admhuigh sibh a gcáil, gur sinne bhur ngáirdeachas, mar as sibhse ar ngáirdeachaisne, a ló an tighearna Iosa.

15. Agus ris an dóthchassa bá mian liom teas chugaibh roimhe so, ionnus go bhfuigheadh sibh grása dúbalta:

16. Agus gabháil uáibhse go Macedónia, agus teas a ris ó Macedónia

dónia

dóma chugaibh, agus sibhse do theg-
sriom dom sheóladh go tír Iúdaighe.
17. Uime sin ar na cur so ro-
mham dam, an raibh édtruime oram? nó
an do réir na feóla chinnim romam
na neithe chinnim romam, ionnus go mbiadh
agegh, agus ní hegh agum?
18. As mar atá Dia firinnech, níor
bé ar ccomhrádh ribse, agegh agus ní
hegh.
19. Oir mac Dé Iósa Críosd, noch
do rinnemaine seanmóir eadruibhse, misi
agus Silbánus, agus Timóteus, níor
bhá aseadh, agus ní headh é, as a
segh do bí ann san.
20. Oir gellamhna Dé go huilidhe
a segh ann san iad, agus Amén ann san
chum glóire Dé dár ttreóibhne.
21. Agus [a sé] Dia daingnighes
sinne maille ribse a gCriosd, agus do
ung sinn.
22. Noch fós do chuir séula orrainn,
agus tug comhanta daingnighthe na
sbiorraide ann ar gcroidhthibh.
23. Agus goirim Dia dfiadhnuisi a
nagaidh manma, gur do ghabháil agaibhse,
nach ttáinic mé fós go Corintus.
24. Ní hé gur tighearnuighe sinn ar
bur gcreidemhsa, ach lucht cungantha sinn
do bur ngáirdeachas. Oir is tré chrei-
deamh seasus sibh.

---

# caib. 2.


Ach do smuáin mé so riom
féin, gan teacht a ris chu-
gaibh a ndoilghes.
2. Oir má chuirimse
doilghes oraibhse, cia hé
chuires sólás oram féin, as an tí atá
fá doilghes dom thaobh?
3. Agus as chuige do sgríobh mé a
ní so féin chugaibh, degla ar tteacht
dam, go ngeubhadh doilghes ó mhuinntir doil-
ghis mé fán muinntir, agá ar chóir dam gáir-
deachas do beith oram dá ttaobh: ar
mbeith dam muiníghinech asaibh uile,
gur ab é mo gháirdeachasa, bhur ngáir-
deachasa uile.
4. Oir is as buáidhirt móir, agus
as doilghes croidhe do sgríobh mé chu-
gaibh maille ré hiomad déur: ní chum
doilghesa do chur oraibh, ach chum go
ttuigfeadh sibh an grádh ro líonmhar atá
agam dhíbh.
5. Ach má tháinic doilghes do thaobh
éunduine, níor chuir sé doilghes oramsa
as a gcáilibh, ionnus nach gcuirfinn ro-
úalach oraibhse uile.
6. Is lór dhá leitheid sin do
dhuine, an timdeargadh [fuáir sé] ó
mhórán.
7. Ionnus [a nois] contrárrdha dho
sin, gur cóir dhíbh maitheamhnus do tha-
bhairt [dó,] agus sólás do chur air, degla
go sluigfidhe súas é lé hiomarcuidh
doilghis.
8. Uime sin iarruim dathchuinghe
oraibh, bur ngrádh do daingniughadh dá
thaobh.
9. Oir as chuige so fós do sgríobh
mé, chum go mbiadh fios deirbhtha agum
oraibhse, an mbiadh sibh umhal sna huile
neithibh.
10. Agus gidh bé dá ttug sibhse
maitheamhnus éinneithe, do beirimse mar
an gcéadna: óir má tug misi maitheamh-
nus a neimní uáim, gidh bé dá ttug mé
an maitheamhnus, is ar bur sonsa [tug
mé uáim é,] a bfiadhnuisi Chriosd, de-
gla Shátan do breith buáidhe orrainn ré
na ghliocas:
11. Oir ní bfuil ainbfios a slig-
theadhsan orrainn.
12. Tuilleadh eile, ar tteacht damh
go Troás, air son soisgéil Chriosd,
bíodh gur hosgladh doras damh
ón ttighearna, ní bhfuáir mé suáim-
neas dom sbiorad, do bhrígh nách
ttárla dhamh mo dhearbhráthair
Titus.
13. As ar ngabháil mo chéada aca-
san dam, do imthigh mé úatha go Mha-
cedónia.
14. Agus a buidhe ré Dia, do beir
fá deóigh dúinn buáidh do breith a gcom-
nuidhe a gCriosd; agus foillsighes ba-
ladh a eólais féin thríom sa nuile áit.
15. Oir is sinn deaghbaladh Chriosd

do Dhia, sa druing slánuighthear, agus so druing damnuighthear.

16. Do druing díob, [atámaoid] ar mbaladh báis, chum báis: agus don druing eile, ar mbaladh beatha, chum beatha: agus cia atá acfuinneach chum na neitheannsa?

17. Oir ni bfuilmidne mar mórán do *thruailligheas briathar Dé: ar labhramaoid ar Chriosd, amhail ó fíorghloine, nó amhail ó Dhia, a bfiadhnuisi Dé.

*Caib. 4.2.

## Caib. 3.



AN dtionnsgnamaoid a ris sinn féin do moladh? nó an bfuil maṡanus aguinn mar [atá] ag druing áirighe, re litreacha molta chugaibhse, nó litreacha molta uáibh?

2. A sí ar litirne sibhsi sgriobhtha ionar gcroidhthibh, thuigthear agus léighthear ris na huile dhaoinibh:

3. Ar mbeith follus gur sibh epistil Chriosd, do friotholadh rinne, ar na sgriobhadh, ni re dubh, ach re spiorad Dé bhí: ni a gclárthuibh cloiche, ar a gclárthuibh feólmhara an chroidhe.

4. Agus atá a leitheid so do dhóthchas aguinn tré Chriosd, a Ndia.

5. Ni hé go bfuilmid cumasach ar chóinni smuáineadh uáinn féin, mar uáinn féin: ar is ó Dhia atá ar gcumas:

6. Noch fós do rinne miniosdri iomchubhaidh dhinn don tiomna núadh, ni don litir, ach don spiorad: óir marbhuidh an litir, ach do bheir an spiorad beatha.

7. Agus má bhí miniosdrálas an báis a litribh, ar na tarruing a gclochaibh, glórmhor, ionas nar bféidir re clannuibh Israél féucháin go gér air aghaidh Mhaoisi, tré shollsuigh a ghnúisi, noch do cuireadh ar gcúl:

8. Cionnus nach biaidh miniosdrálas na spioraide ni sa ghlórmhuire?

9. Oir má [bhí] miniosdrálas an damnuighthe glórmhar, as ro mó ná sin bheireas miniosdrálas na firéntachda barr a nglóir.

10. Oir an ni úd do rinneadh glórmhar, ni dhearnadh glórmhar é sa chás so, a bfarradh na glóire is áirde.

11. Oir má [bhí] an ni sin cuirthear ar gcúl glórmhar, as ro mó ná sin [atá] an ni chomhnuighthech glórmhar.

12. Uime sin, ar mbeith dhá samhuil so do dhóchas aguinn, chleachtmaoid dánas mór.

13. Agus ni [bfuilmid] mar *Mhaoisi, do foluidh a aghaidh, ionnus nach bféuchfadaois clann Israél go grinn ⁊ crich a neithe cuirthear ar gcúl. *Exod. 34. 33.

14. Uime sin do dalladh a ninntinn: óir gus a niugh a léughthóireacht na sentiomna fanuidh an folach céadna gan áthrughadh, noch cuirthear ar gcúl re Criosd.

15. Ach fós gus a niugh an tan léightear Maoisi, cuirthear an folach ar a gcroidhthibh.

16. Gidheadh an tan fillfid siad chum an tighearna, toigeubhthar an folach [úatha.]

17. Ar as spiorad an tighearna: agus gidh bé hionadh ann a bfuil spiorad an tighearna, [atá] saoirse sa nionadh sin.

18. Agus ar mbeith dhúinn uile gan folach ⁊ ar naghuidh ag féuchuin ghlóire an tighearna [amhuil do bhiadh] a sgathán, cuirthear a naitheannach crotha sinn sa niomháigh chéudna sin, ó ghlóir go glóir, re spiorad an tighearna.

## Caib. 4.



AR a nadhbharsin ar mbeith don miniosdrálas-sa aguinn, do réir mar fuaramar trócaire, ni theigmid a nanbfuinne:

2. Ach do threigeamar na neithe folaighthecha miomacántuis, ni ag siubhal a cceilg, ná ag truailleadh bhréithre Dé: ach maille re foillsiughadh na firinne do nimid sinn féin ionmolta do gach cón, a bfiadhnuisi Dé.

3. Uime sin má atá ar soisgéulne ar na folach, is ar an druing théid amugha atá sé ar na folach:

4. Agár

4. Ag ar ḋall Dia an tsaoġailse a ninntinn, noċ atá ar ḋiṫ creidim, ionnus nach biaḋ soillse soisgéil glóire Chriosd, noċ is íomáiġ Dé, ag ḋelruġaḋ ḋóiḃ.

5. Oir ni sinn féin do nimid do ſenmóir, acht Iosa Críosd an tiġerna: agus sinn féin do ḃeiṫ ḋaoiḃse ar ſerḃfoġantaiḃ, ar son Iósa.

6. Oir a sé an Dia do aiṫin don tsolas soillsiuġaḋ as an dorċadus, do ḋelraiġ ann ar gcroiḋiḃne, ċum soillsi eólais glóire Dé [do taḃairt uainn] a ngnúis Iósa Críosd.

7. Gidheaḋ atá an tionnmus so againn a soiṫiġiḃ criaḋ, ċum oirrdherċus an ċumais sin do ḃeiṫ ó Ḋhia, agus ni uainn féin:

8. [Ḃimid] dar mbuáiḋreaḋ ar gaċ taoiḃ, gé naċ ccurṫar a gcumgaċ sinn: [bimid] a gconntaḃairt, gé náċ dtéid sinn a néudóċas:

9. Ḃi géirleanmuin dá ḋéunamh orrainn, gidheaḋ ni tréigṫear sinn: teilgṫear sios sinn, gidheaḋ ni téiġmid amuġa.

10. Iomċramaoid ann ar ccorp fá gcruáirt sna huile áitiḃ bás an tiġerna Iósa, ionnus go mbeiṫ beaṫa Iósa mar an gcéudna follus ann ar gcorp.

11. Oir sinne atá beó, bimid do ſior dar ccur ċum báis ar son Iósa, ionnus go mbeiṫ beaṫa Iósa follus mar an gcéudna, ann ar bfeóil ſómarḃṫa.

12. Uime sin bi an bás ag oibriuġaḋ ionnainne, agus an beaṫa ionnaiḃsi.

13. Agus do ḃriġ gur ab aon ċreideamh atá againn, do réir a neithe
*Psal.116.10. atá sgriobṫa; * Do ċreid mé, [agus] ar a naḋbharsin do laḃair mé: creidmidne fós, agus ar a naḋbharsin labhramaoid mar an gcéudna.

14. Ar mbeiṫ a fios againn, an tí do ṫóg suas an tiġerna Iósa, go dtoiġéubaiḋ sé sinne mar an gcéudna tré Iósa, agus go dtiúbra sé sinn bur lathairse.

15. Oir is ar bur sonsa [atáid] na huile neiṫesi, ionnus go líonfaḋ an grás ro lionmarsa ċum glóire Dé, tré ḃreiṫ buiḋeaċais móráin.

16. Uime sin ni bfuilmid ag dul a nanbfainne: aċ bioḋ go dtruáilliġṫear ar nduine leiṫimeaċ, aṫnuáḋaiġṫear fós an tí atá don taoiḃ a stiġ go laéṫamhail.

17. Oir oibriġiḋ ar mbuáiḋirt éudrom neamhbhuan, tairse marṫanach glóire go ro lionmhar dúinn:

18. Ar mbeiṫ dúinn ag taḃairt ar naire do na neiṫiḃ náċ bfuil ré a bfaicsin, agus ni do na neiṫiḃ atá ré a bfaicsin. Oir is neamhbhuan na neiṫe atá ré a bfaicsin: agus is sioruiḋe na neiṫe naċ bfaicṫear.

## CAIB. 5.



Oir atá a fios againn dá sgaoiltear ó ċéile ar dtigh talmhaiḋe na boiṫesi, go bfuil áitreaḃ againn ó Ḋhia, tiġ nar tógḃaḋ ré lamhaiḃ, marṫanaċ ar neamh.

2. Oir atámaoid ag osnaiġ ann so, ag iarraiḋ maille ré miangus ar dtiġ neamḋa féin do ċur iomainn.

3. As amáin go bfaġṫar éudaiġṫe sinn, agus ni lomnoċt.

4. Oir bimidne lus na boiṫesi ag osnaiġe, ar mbeiṫ ualaiġ orrainn: ar naċ mian linn beiṫ gan éudaċ, aċ tuilleaḋ éudaiġ do ċur iomainn, ionnus go sluigfiḋe suas an ni somarḃṫa ré beaṫa.

5. Agus [a sé] Dia do ċruṫaigh sinn ċuige so, agus fós tug dúinn comharṫa daingniġṫe na sbioraide.

6. Uime sin atámaoid deiġṁeisnigh a gcomhnaiḋe, agus a fios againn an feaḋ bhiam coigcriċe sa gcolainn, go bfuilmid a dtir coimṫiġe ó an dtiġerna:

7. (Oir as do réir creidimh siublamaoid, agus ni do réir radhairc.)

8. Gidheaḋ atá deiġṁeisneaċ againn, agus is mó tig ré ar minntinn an ċolann dfágbáil, agus dul do ċomhnaiḋe a bfoċair an tiġerna.

9. Uime sin fós gia bé aca biam

ag

ag freagaċ, ná ag imṫeaċt, is roḟonṁar
sinn dó a ṫoilsean do ḋénaṁ.

* Rómh. 14.10. 10. * Oir as éigean dúinn uile dul
a látair ċaitíre breiṫeaṁnais Chriosd,
ionnus go ngéubaḋ gaċ éunduine ċuige
na neiṫe [do rinne sé] sa gcolainn, do
réir an ġníoma do rinne sé, maiṫ nó
olc.

11. Uime sin ar mbeiṫ eagla ċúinn
dó beaṫa an tigearna, táirngeamaoid
daoine [chum creidmhe,] agus as
follus do Dhia sinn: agus atá dóiġ
agam go bfuilmid follas do bur ccoinn-
siasaibse mar an gcéudna.

12. Oir ni bfuilmid a ris dar mo-
laḋ féin ribse, aċ do beirmid fáth
gáirdeaċais dib dár dtaoḃ: ionnus go
mbiaḋ freagra agaiḃ ré tabairt ar an
dream do ni gáirdeaċas a ngnúis, agus
ni a gcroiḋe.

13. Oir má atámaoid ar saoḃ céille,
is do Dhia [atámaoid ar saoḃ céille:]
nó más deagċiall atá againn, is daoibse
atámaoid [ar deagċéill.]

14. Oir atá grádh Chriosd dár
mbrosduġaḋ; ar na breaṫnuġaḋ so
dúinn, [eadhon] má fuáir éunduine bás
ar son na nuile, go bfúaradar uile
bás.

15. Agus go bfuáir seisean bás
ar son na nuile, ionnus nać biaḋ an
dream atá beó ó so amaċ beó dhóibh
féin, aċ don ti fuáir bás ar a son,
agus do eiséirġe.

16. Uime sin ni haiṫne dúinne ó so
amaċ éunduine do réir na feóla: agus
bioḋ go raiḃ aiṫne againn ar Chriosd
do réir na feóla, giḋeaḋ ni haiṫne dúinn
a nois feasda é.

17. Ar a naḋbarsin má atá éun-
duine a gCriosd, créutúir núaḋ [é:]
* Isa. 43.19 Taisbéun. 21.5. * do imthighedar na seineithe tho-
rainn, feuċ, do rinneaḋ na huile neithe
núaḋ.

18. Agus as ó Dhia atáid uile, noċ
do réiḋiġ sinne ris féin tré Iósa Crí-
osd, agus tug dúinne miniosdrálaċ
an réitiġ sin:

19. Oir go deimin do bi Dia a
gCriosd, ag réiteaċ an tsaoġuil ris
féin, gan cuntus do ḋéunaṁ riu fá na
gcionntaiḃ, agus do ċuir sé ionnuinne
briaṫar an réitiġ sin.

20. Uime sin is teaċtaireaḋa sinn as
uċt Chriosd, amuil do ċuirfeaḋ Dia
impiḋe [oruibsi] triḋne, iarrmaoidne
daṫċuinge [oruib] as uċt Chriosd,
bíġiḋ réiḋ ré Dia.

21. Oir do rinne seisean dó an toiċe,
peacaḋ don ti ag naċ raiḃ fios peacaiġ,
ionnus go ndéuntaoi fíréuntaċ Dé
dhinne, ann-san.

# Caib. 6.

Agus ar mbeiṫ dúinne ag
cungnaṁ leision, iarrmuid
fós daṫċuinge [oruibh]
gan grás Dé do ġabháil
ċuguib go díoṁaoin.

2. (Oir a deir * sé; do éisd mé * Isa. 49.8.
riot a nám iomċubaiḋ, agus a ló an
tslánaiġṫe tug mé cabair duit: feuċ,
a nois an tam iomċubaiḋ, feuċ, a nois
lá an tslánaiġṫe.)

3. * Ni tabramaoid aḋbar ar biṫ * 1 Cor. 10. 31.
oilbéime uáin a néinni, deagla go mbeiṫ
an miniosdrálaċ dá díomolaḋ:

4. Aċ do nimid sinn féin ionmolṫa
sa nuile ni, mar miniosdraiḃ Dé, ré foi-
ġiḋ fada, a mbuáiḋearṫaiḃ, a riaċdanus,
a namġar,

5. A mbuilliḋiḃ, a bpriosúnuiḃ, a
ndibirt ó áit go háit, a saoṫar, a
bfaire, a dtroisgiḃ.

6. A ngeanmnuiḋeaċt, a neólus, a
nioṁċar fada, a macántas, maille ris
an spiorad naoṁ, maille ré grádh neim-
ḟallsa,

7. Maille ré bréiṫir na firinne,
maille ré cumaċt Dé, maille ré harmuiḃ
firéuntaċta, ar láiṁ deis, agus ċlé.

8. Tré onóir agus easonóir, tré
droċċeisd agus deaġċeisd: mar mell-
tóiriḃ agus iad firinneaċ:

9. Mar druing naċ aiṫeantar, a-
gus iad aiṫeanta: mar druing ag fa-
gáil báis, agus feuċ, atámuid beó:
mar

mar dhruing ſmachtuiġṫer, aguſ gan a marbadh:

10. Mar dhruing ag déunamh doilġeſa, aċ do ġnáṫ ag déunamh gáirdeċaiſ: mar dhaoinibh boċta, gidheadh do ni morán ſaidhbhir: mar dhaoinibh gan ni air biṫ aca, gidheadh do ſealbhuiġeaſ na huile neiṫe.

11. O a Coirinṫiánaċa, atá ar mbéulne oſguilte ċuguibhſe, atá ar gcroidhe ar na dhéunamh fairſing.

11. Ni bhfuiltí ionnuinne dá bhur gcongṁáil a gcumġaċ, aċt atá ſibh cumang ann bhur nninnibh féin.

13. Aſ [dfaġáil] an ċuitiġ ċéudna (labhruim amhuil rém ċloinn) bighidhſe fairſing mar an gcéudna.

14. Ná hiomċruidh cuing ṁiċoṁṫrom a bfocair dhaoineadh gan ċreidem. Oir créd é caidreabh na fíréuntaċta ré neimhfíréuntaċt? nó créd é cumann an tſoluiſ riſ a ndorċadaſ?

15. Nó cionnus ṫig Crioſd aguſ an diabhal ré ċéile? nó créd i cuid an tí ċreideaſ, don tí naċ ccreideann?

16. Nó créd é an ceangal [do biadh] ag teampoll Dé, aguſ ag iodhaluibh ré ċéile? óir iſ ſibhſe *teampoll Dé bhí: do réir mar a dubhairt Dia, *biáidh mé um ċoṁnuidhe ionnta, aguſ ſiubhólad na measg: aguſ biáidh mé um Dhia aca, aguſ béid ſiadſan na bpobal agamſa.

17. *Uime ſin tagaidh amaċ aſ a lár, aguſ dealuiġe riu, a deir an tiġearna: aguſ ná bíodh buáin aguibh ré ni neimhġlan: aguſ géubhaidh miſi ċugam ſibh:

18. *Aguſ biáidh mé aguibh um aṫair, aguſ biáidh ſibhſe bhar gcloinn mac aguſ ingean agumſa, a deir tiġearna na nuile ċumaċt.

1Cor.3.16.
*Lebbit. 26.12.
*Iſa.52.11
*Jer.31.1.

---

CAIB. 7.



Uime ſin a [dhearbhráiṫre] gráḋaċa, ar bfaġáil na ngeallamhnaċſa dhúinn, glanum ſinn féin ó uile ſalċar na feóla, aguſ na ſpioraide, ag crioċnuġadh naomhṫaċta a neagla Dé.

2. Gabhaidh ſinne ċuguibh: ni dhearnamar eugcóir ar éunduine, nior ṫruáilleamar éunduine, ni dhearnamar éudail ar éunduine.

3. Ni ċum [ſibhſe] dhaoradh a deirim ſo: óir a dubhairt mé roime go bfuiltí ann ar gcroidhibhne, ċum báiſ aguſ beaṫa dfaġáil a bfocair a ċéile.

4. Aſ mór an dánaċt do nim oruibh: iſ mór mo ġáirdeċaſ ar bhur ſon: atáim lán do ṁeanma: iſ ro lionta mé do ġáirdeċaſ ann ar nuile buáidhirt.

5. Oir ar dteaċt dúinn go Macedónia, ni bfuáir ar bfeóil ſuáimneaſ ar biṫ, aċt a buáidhreadh a gaċ taobh: compaic don taobh a muiġ [dhinn,] aguſ eagla don taobh a ſdiġ.

6. Aċ Dia do beir furtaċt do na dhaoinibh anbfanna, tug ſé furtaċt dúinne ré teaċt Thituiſ.

7. Aguſ ni ré na ṫeaċtſan amáin, aċ mar an gcéudna riſ an bfurtaċt fuáir ſeiſion uáibhſe, an tan do aiṫriſ ſé dúinn bhur bfonn romórſa, bhur gcaoineadh, bhur dteaſgrádh dhamhſa: ionnuſ gur móide do ġab gáirdeċaſ mé.

8. Oir ge gur ċuir mé doilġeaſ oruibh rém litir, ni bfuil ſé na aiṫreċaſ oram, ge go raibh ſé na aiṫreċaſ oram: Oir do ċim gur ċuir an litir ſin doilġeaſ oruibhſi, bíodh nár [ċhuir] aċt ar feadh tamuill.

9. Atá gáirdeċaſ a noiſ oram, ni ar ſon doilġiſ do beiṫ oruibhſi, aċ fá doilġeaſ do beiṫ oruibh, ċum na haiṫriġe: óir iſ do réir Dé do bhí doilġeaſ oruibh, ionnaſ naċ dearnadh diogbháil dibh ar éuncor dár dtaoibhne.

10. Oir an doilġeaſ bhioſ do réir Dé, oibrighe ſé aithriġe ċum ſlánaiġṫe naċ aiṫreċ linn: aċt óibriġeann doilġeaſ an tſaoġail báſ.

11. Oir féuċ, a niſe féin, doilġeaſ do beiṫ oruibh do réir Dé, créd é méd na dúṫraċta do oibriġ ſé ionnuibh, aguſ fóſ an leiſgéil, aguſ fóſ an reaċt feirge, aguſ na heagla, aguſ fóſ an


romiangaiſ,

rómhiangus, agus fós an tes grádha, agus fós an dioghaltus? do foillsigheabhar sibh féin ar gach éunchor do beith glan sa nadhbhar sa.

12. Uime sin bíodh gur sgríobh mé chugaibh, ní ar son an tí do rinne a néugcóir [do sgríobh mé,] ná ar son an tí ar a ndearnadh a néugcóir: acht ionnus go mbiadh ar ndúthrachtne bhur dtimcheallsa, follus dáoibh a bfiadhnaisi Dé.

13. Ar a nadhbharsa, fúaramar comfurtachtas, do bhrígh na furtachta fúarabhaisse: ách bá ro mhó ná sin do bhí gáirdeachus orainn, fá gháirdeachus Thitus, do bhrígh gur meanmnaigheadh a spiorad uaibhse uile:

14. [Agus] do bhrígh má rinne mé mórdháil a néinní rision bhur dtáobhsa, nár cuireadh adnáire oram: acht amhail do labhramar ribhse na huile neithe a bfírinne, gur ab amhlaidh sin mar an gcéadna fríth ar mórdháil [asaibhsi] ré Titus, na fírinne.

15. Agus as lionmhuire ná sin atá toil a chroidhesion dáoibhse, ag coimhniughadh bhur numhlacht uile dó, mar do ghabhabhair chugaibh é, maille ré faitchios agus ré criothnughadh.

16. Uime sin atá gáirdeachus oram, do bhrígh gur féidir lem beith dána asaibh sa nuile ní.

## Cáib. 8.

TUilleadh eile a dearbhráithre, foillsighemáoid grás Dé dáoibh, noch tugadh deaglaisaibh na Macedónia.

2. Eadhon a ngáirdeachus lionmhar sa mbuaidhirt móir lér dearbhadh iad, agus gur lion a mbochtaine ro mhór, chum saidhbhris a ndeonas.

3. Oir (do nim dfiadhnaisi dhóibh) do bhádar toiltenach do réir a nacfuinne, nó fós ós cionn a nacfuinne:

4. Dhá iarraidh go gér dáitchuinghe orrainne, an grása, agus comhroinn sa mhinistrálacht a dtimchell na náomh, do ghabháil orrainn.

5. Agus ní do réir mar bí dóigh againn, ách tugadar iad féin ar tús don tighearna, agus na dhiaigh sin dúinne do thoil Dé:

6. Chum impidhe do chur ar Thitus dúinn do réir mar thionnsgain sé, go gcuirfeadh sé crioch orrasa fós ar an ngrás céudna.

7. Uime sin amhail atá sibh iomlán sna huile neithibh, a gcreideamh, agus a mbréithir, agus a neólas, agus sa nuile dhúthrachtas, agus a ngrádh dár dtaoibhne, gur mar sin bhias sibh iomlán sa ngrássa mar an gcéudna.

8. Ní tré chennus [orraibh] a deirim so, ách do bhrígh dhúthrachtais dhaoineadh eile, agus do dhearbhadh chinéil bhur ngrádhsa.

9. Oir is aithne dhaoibh grása ar dtighearna Iósa Críosd, do bhrígh ar mbeith dó saidhbhir, go ndearnadh duine fiorbhocht de ar bhur sonsa: chum sibhse do dheunamh saidhbhir, ré na bhochtaineasion.

10. Agus foillsighim mintinn sa ni se. Oir teid so a sochar dáoibhsi, noch do thionnsgain cheana, ni hé amháin a dheunamh, ach bheith fonnmhar fós dáoibh bliadhain ó shin.

11. Uime sin, a nois cuirridh crioch ar a dheunamh, ionnus mar do bhádhair ó thoil ro ullamh chum a dheunta, go madh hamhlaidh sin mar an gcéadna chuirfeas sibh a gcrích é, don ní atá agaibh.

12. Oir dá raibh inntinn fonnmhar ag neach ar tús, gabhtar sin uadh, do réir a neithe atá aige, agus ní do réir a neithe nach bfuil aige.

13. Agus ní hoime [a deirim so,] chum socamhail [do beith] ag dáoinibh eile, agus sibhse do beith fá dhoilghis: acht ar chonnradh chomhthrom, chum bhur nacfuinnesi a nois [dfóirighthin] a riachtanassion:

14. Ionnus go bfóirfeadh a nacfuinnesion ar bhur riachtanussa mar an gcéudna, ar ghléus go mbiadh comhthrom [eadruibh:]

15.Do

15. Do réir mar atá sgriobhṫa, *an ti [do ċruinniġ] morán, ni raibh iomarcuidh aige: agus an ti [do ċruinniġ] beagán, ni raib easbhuidh air. *Exod.16. 18.

16. Agus a bhuidhe ré Dia, do ċuir an dúṫraċd céudna a gcroidhe Thituis bhur dtimċeallsa.

17. Oir do ġlac sé go deimhin an brosdughaḋ uainne: agus ar mbeiṫ dhó ni sa dúṫraċtaiġe ná sin, do ṫriall sé dá ṫoil féin ċugaibh.

18. Agus do ċuireamar leis na ċuideasa, an dearbhráṫair ar a bfuil deaġṫeisd sa tsoisgéul tré na huile eaglaisibh.

19. (Agus ni hé amháin, aċ do toġaḋ é mar an gcéudna, ris na heaglaisibh, mar ḟear comaidigh aguinne, do ṫaobh an ġrásasa do nimid a mminiosdrálaḋ ċum glóire an tiġearna, agus ċum [go bfoillseoċṫaoi] bhur nintinn ro ullamhsa.)

20. Ar mbeith dhúinn ag seaċna ar ndiomolta do neaċ ar biṫ, sa bfairsingeisi do niṫear do mhiniosdrálaḋ sinn.

21. Ar mbeiṫ dhúinn ag solathar deaġneiṫean, ni hé amháin a bfiaḋnuisi an tiġearna, aċ a bfiaḋnuisi na ndaoine mar an gcéudna.

22. Agus do ċuireamar ar ndearbhráṫair ma raon riu, noċ do ḋearbhamar go minic do beiṫ dúṫraċtaċ a morán do neiṫib, agus a nois ni sa dúṫraċtaiġe ná sin, do bhriġ an roḋóċuis atá aige asaibhse.

23. As a dtaobh Tituis, [a sé] mo ċompánaċsa é, agus mo ċomoibriġe bhur dtaobhsa: nó a dtaobh ar ndearbhráiṫreaċ, [a siad] teaċtaire na neaglaiseaḋ iad, [agus] glóir Chriosd.

24. Uime sin cuiriḋ dearbhṫaċ bhur ngráḋa, agus ar mordháilne asaibhse a numhail dóib, a bfiaḋnuisi na neaglaiseaḋ.

## CAIB. 9.


Oir a dtaobh mminiosdrálasa do ḋéunamh do na naoṁaibh, as iomarcaċ ḋamh sgriobhaḋ ċugaibh.

2. Oir atá fios ullmhasa bhur nintinne agum, as a ndéanaim mordháil asaibhse ris na Macedónachaibh, [ag ráḋ] go bfuil bliadhain ó bhi Achaia ullamh: ionnas gur brosduiġ bhur niomṫnúṫsa morán.

3. Agus do ċuir mé na dearbhráiṫreaċasa ar siubhal, ionnus naċ biaḋ mo ṁordháil asaibhsi diomhaoin sa gcáilsi: agus go mbiaḋ sibhse ullamh, mar a dubhairt mé.

4. Deagla má ṫigid na Macedónaigh riom, agus go bfuiġid siad sibhse neamhullamh, go mbiaḋ adnáire orainne, gan teaċt oruibhsi, fá ṁeid na mordhálasa.

5. Uime sin do bhreaṫnuiġ mé gur riaċdanaċ, na dearbhráiṫre brosdughaḋ, ċum teaċt ċugaibhsi dóib ar tús, agus bhur nalmsana ar a labhraḋ cheana do ċríoċnughaḋ roimh láimh, ionnus go mbiaḋ si ullamh, mar ni [ġeibhṫear] tré ḋaonnaċt, agus ni ré cruadáil.

6. Agus biodh so ar cuimhne aguibh, an ti sioluiġeas go tana, is go tana bheanfus sé: agus an ti sioluiġeas go tiuġ, is go tiuġ bheanfus sé.

7. [Tabhraḋ] gaċ aon [uaḋ] do réir toġra a ċroiḋe: ni maille ré doiṫċeall, nó ré héigean. *Oir is ion- *Seanrdite
muin ré Dia an ti bheirios go soil- 11. 25.
bhir. Rómh. 12.

8. Agus as cumusaċ Dia ar sibhse do lionaḋ do na huile ġrásaibh: ionnas ar bfaġáil bhur sáith dhaoibh a gcomhnuiḋe do na huile neithibh, go lionfadh sibh chum gach uile dheaġoibre. 8. Ecclus. 35.9.

9. (Do réir mar atá sgriobhṫa;
*do leaṫnuiġ sé, [agus] tug sé do na *Psal.112.
boċtaib: mairidh a fíreuntaċt go sior- 9.
ruiḋe.

10. Agus an *ti do beir siol don *Isa.55.10

tsioladóir, agus arán cum bídh, go dtugaidh agus go méuduighe sé bhur siolchursa, agus go dtugaidh sé do thorthaibh bhur bfíreuntachta fás.)

11. Ar mbeith dhóibh ar bhur ndéunamh saidhbhir sa nuile chás, cum na huile dhíonnasa, noch do bheir fó dhéara tríonne buidheachas do bhreith re Dia.

12. Oir do bheir minioshdhrálas na hosrálasa, ni hé amháin fóirighim do riachtanusaibh na naomh, ach líonaidh sé mar an gceudna tré mhórán buidheachais do bhreith ré Dia;

13. Ar mbeith dóibh tré dhearbhthas na miniosdhralasasa ag moladh Dé, do bhrígh bhur numhlasasa an a bfuil sibh admhálach do shoisgéul Chriosd, agus do bhrígh bhur gcumainn dhíonnasaigh riu féin, agus ris na huile [naomhaibh.]

14. Agus ann a núrnaighe ar bhur sonsa, noch atá bhur niarraidh ar son ghrás Dé líonas ionnaibh.

15. Uime sin buidheachas ré Dia ar son a thiodhlaice, nach dtig ré teangaidh foillsiughadh.

## CAIB. 10.

Guillead eile, sirimse Pól dathchuinghe oraibh, tré ma-cántus, 7 cheannsas Chriosd, noch ar mbeith dhamh do láthair, [bios] iseal eadraibh, ach do ni dánas o-raibh an tan nach bhím bhur láthair:

2. As iarruim oraibh gan [sibh dom éigniughadh,] an tan bhias mé bhur láthair, cum beith teann damh, leis a ndánas cé-udna ré a saoiltear mé beith teann a na-ghaidh dhaoine áirighe, measas sinn, mar do bheimis ag siubhal do réir na feóla.

3. Oir ar mbeith dhúinn ag siubhal sa bfeóil, ni do réir na feóla nímid co-gadh:

4. (Oir ar nairm cogaidh ni feól-mhar iad, ach cumasach ó Dhia, cum daingneach do leagadh sios,)

5. Ag cur theilgin na hinntinne ar gcúl, agus gach uile áirde, dá nárdaigh-

eann é féin a naghaidh eólais Dé, agus ag breith gach uile smuáintighe a mbraighdeanus, cum umhlaighthe do Chriosd.

6 Agus atá bfuil díoghaltus ullamh ré déunamh ar a nuile easumhlas, an tan choimhlíontar bhur numhlassa.

7. An do réir a bfaicsean measas sibh neithe? má atá dóchas ag duinneach as féin, gur le Críosd é, smuáineadh sé so a ris uadha féin, amhuil is ré Criosd eision, gur le Críosd sinne fós mar an gceudna.

8. Oir bíodh go ndéanainn ni éigin ni sa mhó do mhórdháil as na cumhachtaibh atá aguinn, tug an tighearna dhúinn, cum bhur bfollamhnaighthesi, agus ni cum bhur gcurtha ar gcúl, ni biadh ad-náire orm.

9. As ionnus nach measfaighe mé mar bheinn ag cur eagla oraibh rém litribh.

10. Oir atáid na litreacha (a dei-rid siad) miniceach, láidir: as is meirbh a pearsa a láthair, agus ni bfuil éifeacht na briathraibh.

11. An ti atá amhlaidh sin, smuái-neadh sé ar so, do réir mar bhímid a mbréithir tré litribh ar mbeith dhúinn as láthair, go mbiam mar an gceudna dá réir sin a ngníomh, an tan bhiam a láthair.

12. Oir ni laimhmid sinn féin do cheangal, nó cur a gcomórtus ré dhroing áirighe bhios dá moladh féin: gidheadh ni thuigid siad, gur dá dtomhas féin riu féin bhíd siad, agus dá gcom-órtus féin ré chéile.

13. Ach ni déunmaoidne mórdháil as na neithibh théid thar ar dtomhas: ach do réir mhiosúir na riaghla, noch do thomhuis Dia dhúinn, miosúr ré roichtain fós go soithe sibhse.

14. Oir ni sínemid sinn féin thar mhoigh mar nach dtiucfadh dhinn roichtin chugaibhsi: óir rangamar fós chugaibh, maille ré soisgéul Chriosd.

15. Ni ag déunamh mórdhála as na neithibh nar toimhseadh dhúinn, as saothraibh dhaoineadh eile: as as dóigh linn, ar mbeith dá bhur gcreidemhsa ag fás ionnaibh, go léigfighear

léigfighther tuilleadh fairsinge chugainn, sa ní do toimsiughadh dhuinn.

16. Chum an tsoisgéil do sheanmóir sna criochaibh atá don taoibh amuigh dhíobhsi: ní chum mordhála dhéanamh as riaghail duine eile, as neithibh atá ullamh cheana.

* Jer.9.24. 1 Cor.1.31 17. * As an tí do ní mórdháil, dhéanadh mórdháil as an dtighearna.

18. Oir ní hé an tí mholas é féin, atá ionmholta, as an tí moltar ón dtighearna.

## Caib. 11.



DO bfeirr leam go niomchradh sibh beagán rém leimhe: agus fós iomchuirthídh leam.

2. Oir atáim éudhmhar ribh, ré héud diadha: óir do ullmhuigh mé sibh dfear amháin, chum bhar dtabharta mar óigh fhiorghloin do Chriosd.

3. Gidheadh atá eagla oram, mar do mheall a nathair neimhe Eubha ré na meabhail, go dtruailltidhe bhar ninntinne mar an gceudna ón tsimplidheacht noch atá a gCriosd.

4. Oir dá dtigidh neach do sheanmórughadh Iosa eile, nách dearnamairne sheanmóir, nó da ngluacthaoi sibh spiorad eile nár ghlacabhair chugaibh, dob iondéunta dhibh a fhulang.

5. Oir saoilimse nách raibh bárr ag an gcuid dob áirde do na habsdaluibh oram.

6. Agus bíodh go bfuilim tuatamhuil a mbriathraibh, as ní bfuilim a neólas: ách do rinneadh follus sinn bhar measgsa tríd amach sna huile neithibh.

7. A né gur chiontuigh mé tré bheith dom isliughadh féin chum sibhse dárdughadh, tré bheith dhamh ag soisgéulughadh soisgéil Dé dhíobhsi a naisge?

8. Do sladh mé eaglaiseacha eile, ag glacadh tuarasdail [uatha,] chum seirbhise do dhéunamh dhíbhsi.

9. Agus an tan do bhí mé bhar láthair, agus riachtanas oram, * níor
* Caib.12. 13. léig mé mo throm ar éunduine: óir do fóireadh a neasbhaidh do bhí oram na braithribh táinic ó Mhacedónia: agus ar a nuile ghléus do choiméudas mé féin ó mo throm do léigean oraibhsi, agus fós choiméudfad.

10. Atá fírinne Chriosd ionnam, nách dúnfaighthear an mhoidhfeachussa am aoinnuigh a gcriochaibh na hAchaia.

11. Créd uime? an do bhrígh nach bfuil grádh agam dhíbhse? atá a fhios sin ag Dia.

12. Ach a ní do ním, do dhéanad fós é: ionnus nách dtiubhrainn cionfátha don druing lear mian cionfáta dfagháil, chum a bfagála comchosmhuil ruinne, sa ní as a ndéanaid siad moidhfeachus.

13. Oir atáid a leithid sin dabsdaluibh fallsa, na lucht oibre fallsa, meabhlacha, dá gcur féin a bfoirm abstal Chriosd.

14. Agus ní hiongnadh sin: óir cuiridh Satán é féin a bfoirm aingil na soillse.

15. Uime sin ní mór an ní é, dá gcuirid a mhinisdrí iad féin mar an gcéadna a bfoirm minisdridhe na fírinntasa, agá mbiáidh a gcríoch deireannach do réir a noibreacha.

16. A deirim a rís, ná tugadh éunduine meass duine gan chéill oram: nó fós gabhaidh chugaibh mé mar neach gan chéill, go ndéanainnsi fós beagán mórdhála asam féin.

17. A ní labhraim, ní do réir an tighearna labhraim é, ách mar neach ar a bfuil dith céille a ndóchas na mórdhálasa.

18. Do bhrígh go ndéanaid morán mórdháil do réir na feóla, do dhéunsa mórdháil mar an gcéudna.

19. Oir fulngidh sibh daoine gan chéill go toilteanach, do bhrígh go bfuil sibh féin céillidhe.

20. Oir iomchartaoi dá mbeire neach a ndaoirsi sibh, dá slugadh neach sibh, dá mbeana neach [bhar gcuid] dibh, da nárduighe neach é féin, dá mbuáile neach sibh ar a naghaidh.

21. As a dtaobh easonóra a deirim so: amhuil mar bheimisne anbhfann: má

seadh

sgoḃ fós gus bé ar bith ní ar a bfuil neach eile dána, (labhruim go mídhéillidhe) atáimse mar an gceudna dána as.

* Philip. 3.5.

22. An Eabhruidhe iadsan? atáimse mar an gceudna. An Israelidhe iad? atáimse fós. An do síol Abraham iad? atáimse mar an gceudna.

23. An ministri do Chriosd iad? (labhruim mar dhuine micéillidhe) atáimse ós a gcionn [sa cháil sin.] Níos lionmhaire a saothraibh, a mbuilleadhaibh níos ro mó, a bpriosúnaibh níos mionca, a ngu-ais báis go minic.

* Deut. 25. 3.

24. Fuair mé dá fichead * buille as a haon, cúig huaire ó na Iúdaighibh.

* Gniomh. 16. 22. * Gniomh. 14. 19. * Gniomh. 27.

25. Do gabhadh do * slataibh orm tri huaire: do * gabhadh orm éunuair do clochaibh: * dfulaing mé longbhriseadh tri huaire: do bhí mé ló gon oidhche a ndubhaigéun na fairrge:

26. A naisdribh go minic, a ngábhadh aibhneadh, a mbaoghal biotamhnach, a mbaoghal ó mo chineadh, a mbaoghal ó na cinedhachaibh, a mbaoghal sa gcathraigh, a mbaoghal sa bhfásach, a mbaoghal sa bhfairrge, a mbaoghal a measg dearbhráithreach bhfállsa.

27. A ndaoirse agus a mbriseadh croidhe, a bfaire go minic, a nocaras agus a niotaidh, a dtroisgthibh go minic, a bfuacht agus a lomnochtaighe.

28. Os cionn na neitheannsa don taoibh amuigh, an ní tig orm go láetheamhail, cúram na nuile eaglaiseadh.

29. Cia bhíos lag, agus nach bímse lag? cia gheibh oilbhéim, agus nach bímse dom losgadh?

30. Más éigean mórdháil do dhéunamh, is as na neithibh bheanas rém éugcrúas do dhéun mórdháil.

31. Atá a fios ag Dia, eadhon Athair ar dtighearna Iosa Criosd atá beannaighthe do shíor, nach bfuilim ag déunamh bréige.

* Gniomh. 9. 24.

32. * A Ndamascus, do chuir uachtarán an pobuil fúoi an rí Aretas, coiméud ar chathair na Ndamascenach, a nduil mise do ghabháil:

33. Ach do leigeadh síos mé a gcliabh thré fhuinneóig ris an mballa, agus [mar sin] do chuaidh mé as a lámhaibh.

---

# CAIB. 12.

Go deimhin ní hiomchubhaidh dámhsa mórdháil do dhéanamh: óir tiucfaidh mé chum taisbeanadh agus taisbéunadh an tighearna.

2. As aithnidh dam neach a gCriosd ós cionn ceithre mbliadhan déug ó shin, (más ann sa gcolainn, ní feadar: nó as an gcolainn, ní feadar: atá a fios ag Dia,) noch do fuadaigheadh suas gus an treas neamh.

3. Agus as aithnidh dam a leithid sin do neach, (más ann sa gcolainn no as an gcolainn, ní feadar mé: atá a fios ag Dia,)

4. Gur fuadaigheadh é go Párrthas, agus go gcualaidh sé briathra rúnda doi-amhracha nach cóir do dhuine labhairt.

5. Do dhéun mórdháil as a samhuil sin do neoch: gidheadh ní dhéun mórdháil asam féin, muna [dheanadh é] as méugcrúasaibh.

6. Óir dá raibh na mian orm mórdháil do dhéunamh, ni biaidh mé neimhcéillidhe: óir déura mé a nfírinne. Gidheadh atáim ag congmháil orm féin, deagla éunduine dom mheas, thar mar do chí sé mé, nó mar do chluin sé uáim.

7. Agus deagla áirde inntinne dom breith thar modh, thré iomad sgéime na dtaisbéuntadh, fuair mé * sgolb ann mfeóil, aingeal Shátáin, chum gabhála do dhornaibh orm, deagla áirde inntinne dom breith thar modh.

* Ezech. 28. 24.

8. Dá thaoibh so do chuir mé impidhe ar an dtighearna so thri, fá na dhul uáim.

9. As a dubhairt sé riom: is lór dhuit mo ghrássa: óir iomlánaighthear mo chumhachtasa a néugcrúas. Uime sin budh ro mhóide mhian mórdháil do dhéunamh as méugcrúasaibh, ionnus go ndeanadh cumhachta Chriosd comhnuidhe ionnam.

10. Uime

10. Uime sin bhí sáimhe oram a néugcruasuibh, a nimdheargthuibh, a riachtanuisuibh, a ngéirleanmhanuibh, a namgharuibh ar son Chriosd: óir a nuair bhím lag, bhím láidir an tan sin.

11. Atáim mícheillidhe ré déunamh mórdhála: is sibhse do choimhéiguidh mé. Oir bá cóir dam mo mholadh uáibhse: óir ní raibh mé a gcáil ar bith fá an lucht dob áirde do na habsdaluibh, bíodh nach bhfuil éinfeacht ionnam.

12. Go deimhin do hoibrigheadh comharthaidh abstoil eadruibhse maille ris a nuile fhoighid, a gcomharthuibh, agus a mongantasuibh, agus a gcumhachtuibh.

13. Oir créud í an cháil a rabhabhair fá eaglasuibh eile, muna bé nár luigh misi mo throm oruibh? tuguidh maitheamhnas dam sa néugcóirse.

14. Féuch, is ullamh a nois mé an treas uair chum teacht chuguibh, agus fós ní chuirfe mé mo throm oruibh: óir ní hí bhur maoin iarruim, ach sibh féin. Oir ní har an gcloinn atá dfiachuibh ionnmhus do chruinniughadh fá chomhair na naithreach, acht ar na haithribh fá chomhair na cloinne.

15. Agus búdh ro mhian leamsa caitheamh ribhsi, agus mé féin fós do thabhairt ar son bhur nanmann: bíodh dá mhéud ghráidhighim sibh, gur lughaide bhur ngrádh dam é.

16. Ach bíodh nár chuir mé muirighin oruibh: gidheadh ar mbeith dam glic, do ghabh mé sibh rém ghliocas.

17. A ndearrna mé éudáil oruibh a dtaobh éunduine dár chuir mé chuguibh?

18. Do iarr mé dathchuinge ar Thitus [dul chuguibh,] agus do chuir mé dearbhráthair maille ris: a ndearrnuidh Titus eadáil oruibh a ní ar bith? a né nach a naon spioraid amháin do shiublamar? a né nach éunlorg amháin [do leanamar?]

19. An saoiltí a ris go bhfuilmíd ag gabháil ar léithsgéil ribh? as a bhfiadhnuisi Dé labhramaoid a gCriosd; acht an tiomlán, a cháirde, chum bhur bhfolamhnuighthese.

20. Oir as eagal leam ar dteacht dam, nach bhfuighe mé sibh mar as mian liom, agus nach bhfuighe sibhse misi mar is mian ribh. Agus go [mbiáidh] imreasuin, tnúth, fearg, consbóid, sciomradh, siosarnach, lionadh [droch-mhéine, agus] ceannairc, [eadruibh.]

21. Eagla ar dteacht a ris chuguibh dam, go nisleochuidh mo Dhia mé eadruibh, agus go gcaoinfe mé morán don druing do pheacuidh cheana, agus nach dearrna aithrighe sa neamhghloine, agus sa sdriopachas, agus sa mhionáire do rinneadar.

---

## CAIB. 13.

AG so an treas uair dam ag teacht chuguibh. * A mbéul * Deut. 9.
dheisi no thrir finné, biáidh 15.
gach uile bhriathar ar bun.

2. Do réumhráidh mé, agus réumhráidhim an dara huair, amhuil as do bheinn bhur láthair, agus ar mbeith damh as bhur láthair, sgriobhuim a nois chum na druinge do pheacuidh roimhe so, agus chum na coda eile uile, dá dtigidh mé a ris ní choigeólad [sibh:]

3. O atá sibh ag iarruidh dearbhadh ar Chriosd labhrus ionnam, noch dá bhur dtaobhsa nach bhfuil éugcruáidh, acht atá cumhachtach ionnuibh.

4. Oir bíodh gur céusadh é tré éugcruas, maridh sé fós tré chumhachd Dé. Oir atámuidne fós éugcruáidh maille rision: gidheadh biam beó maille ris tré chumhachd Dé bhur dtaobhsa.

5. Féuchuidh sibh féin an bhfuil sibh sa gcreideamh: cuartuighe sibh féin. A né nach feasach sibh oruibh féin, go bhfuil Iosa Chriosd ionnuibh? ach muna daoine eidearbhtha sibh.

6. Acht atá súil agum go mbiáidh a fhios aguibh, nach daoine eidearbhtha sinne.

7. Agus iarruim dathchuinghe ar Dhia,

Dhia, gan sibhse do dhénamh uile ar biṫ: ni ċum go mbeasfuidhe sinne do beiṫ dearbṫa, aċt ċum sibhse do dhéunamh neiṫe iomchubhaidh, bíoḋ go mbeimisne éidearbṫa.

8. Oir ni féidir linn ni ar biṫ dhénamh a naghaidh na firinne, aċt ar son na firinne.

9. Oir bi lúaṫġáir oruinn an tan bimid féin éugcruáid, agus sibhse láidir: agus iarrmuid so dhaṫċuinghe [ar Dhia] mar an gcéudna, eadhon sibse do beiṫ diongṁálta.

10. As uime sin sgriobhuim na neiṫe so ar mbeiṫ dhám as bhur láṫair, degla mo beiṫ borb ar mbeiṫ a laṫair dhám, do réir na gcumhachta tug an tiġearna dhám, ċum follamhnuiġṫe, agus ni ċum sgriosda.

11. An ċuid eile dhe, a dhearbhráiṫreaċa, bíoḋ gáirdeaċas oruibh: bigidh diongṁálta: bíoḋ deaġṁeisneaċ aguibh: bigiḋ dhéiminntinn: leanuiḋ don tsioṫċáin: agus biáiḋ Dia an ġráḋa, agus na sioṫċána maille ribh.

12. Teannuiḋ féin ré ċéile maille ré * póig naomhṫa. Cuirid na naoimh uile a * Rómh.
mbeannaċt ċuguibh. 16. 16.

13. Grása an tiġearna Iósa Criosd, agus grádh Dé, agus cumann an spioruid naoimh maille ribh uile. Amén.

# EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA NGALATIANACH.

## CAIB. I.

POl absdal (ni ó dhaoinibh, ná tré dhuine, ach tré Iósa Críosd, agus tré Dhia athair, noch do thóg súas é ó marbhuibh)

2. Agus na dearbhbhráithreacha uile atá maille riom, chum eaglaiseadh na Galátia:

3. Grása maille ribh, agus síothcháin ó Dhia athair, agus ó ar dTighearna Iósa Críosd:

4. Tug é féin ar son ar bpeacaidhne, chum ar sáorta ón drochshaoghalsa do láthair, do réir dheaghthoile Dé, eadhon ar nathar;

5. Agá [bhfuil] glóir go saoghal na saoghal. Amén.

6. As iongnadh leam beith ar niompódh dhíbh comhluath sin chum soisgéil eile, ón tí do ghoir sibh chum grás Chríosd:

7. Ag nách [soisgéul] eile é: ach amháin go bhfuil dream áirighe dá bhur mbuáidhreadh, agus lér mian soisgél Chríosd do chur a neimbhrigh.

8. Ach bíodh go ndéanamaoisne, no aingeal ó neamh soisgéul eile do sheanmóir dhaoibh, tar an [tsoisgéul] do rinneamar do sheanmóir dhaoibh cheana, bíodh sé mallaighthe.

9. Amhail a dubhramar roimhe, a deirim a nois a rís mar an gcéudna; cia bé dhéanas soisgéul do sheanmóir dhaoibh, leith amuigh de sún do ghabhabhair chugaibh, bíodh sé mallaighthe.

10. Oir a nois an iad daoine, nó a né Dia theagaisgim? nó a ni toil na ndaoine iarraim a dhéunamh? go deimhin dá mbéinn gus a nois ag déunamh toil na ndaoine, ni béinn um sheirbhfoghantaidhe ag Críosd.

11. Agus do beirim a fios dhíbh a dhearbhráithre, an soisgéul do seanmóradh leamsa, nách do réir dhuine atá sé.

12. Oir ni ó dhuine fuáir mé é, ná do teagaisgeadh mé, ach tré thaisbéunadh Iósa Críosd.

13. Oir do chualabhair mo chomhbheartáidh a nallód a gcreideamh na Niúdhaigheadh, eadhon go raibh mé * ag géirleanmhuin eaglaise Dé tar mhodh, agus dá sgrios. * Gníomh. 9. 1.

14. Agus gur mó táinic mé ar mhóradh a gcreideamh na Niudhaigheadh, ná morán dom mhaca samhla a measg mo chinidh, ar mbeith dam ni as dúthrachtaighe ag leanmhuin luirg mo shinsear.

15. Giodhedh an tan do thogair Dia, (noch do chuir a leith mé ó bhroinn mo máthar, agus do ghoir mé tré na ghrás,)

16. A mac féin dfoillsiughadh ionnam, ionnus * go mbéinn dá sheanmóir a measg na gcinneadhach: a a nuáirsin ni dearna mé comhairle ré fuil agus ré feóil: * Ephes. 3. 8.

17. Agus níor fill mé go Hiarusalem, chum na druinge [do bhí] na nabsdalaibh romham: ach do imthigh mé go Harábia, agus táinic mé ar mais a rís go Damascus.

18. Na dhiáigh sin a gcionn thri mbliadhan do fill mé go Hiarusalém, dféucháin Phedair: agus dfan mé na fochair cúig lá déug.

19. Agus ni faca mé neach ar bith eile do na hapsdalaibh, ach amháin Séumus dearbhráthair an Tighearna.

20. Agus sna neiṫib sgriobhaim ċuguib, féuċ, tógbhuim Dia d'fiadhnuisi, náċ bréug do nim.

21. Na ḋiáiġ sin ṫáinic mé go criocaib na Siria agus Cilicia,

22. Agus ní raib eólas oram do réir m'faicsiona ag eaglaisib thíre Iúdaiġe noċ do bí a gCriosd.

23. Aċt amáin do ċualadar, an tí do bí dár ngéirleanmhuin roimhe so, go bhfuil sé anois ag soisgéulughadh an ċreidim, do sgrios sé roimhe.

24. Agus tugadar glóir do Dhia dom ṫaoibh.

## CAIB. 2.

Agus a gcionn ceiṫre mbliadhan déug na ḋiáiġ sin, do ċuáiḋ mé súas a ris go hIarusalem má réir ré Barnabas, ar mbreiṫ Thitus liom mar an gcéudna um ċuideaċta.

2. Agus is do réir ṫaisbéunta do ċuáiḋ mé súas, agus do ċuir mé a gcéill dóib an soisgéul do nim a seanmóir a measg na gcineaḋaċ: aċt don druing dob oirdheirce aca go leiṫ, deagla a bhfáil ar biṫ go rioṫfuinn go díomháoin, no gur riotas.

3. Aċt fós níor cuireaḋ d'fiaċaibh ar Thitus do bí um ċuideaċta, a ṫimċeallġearradh, bíoḋ go raib sé na Ghréugach.

4. Agus sin ar son na ndearbhráiṫreaċ bhfallsa do bí ar dteoltóġ a steaċ, noċ do ṫéultóiġ a steaċ do braṫ na saoirse atá againn a gCriosd ċum ar mbreiṫ fá ḋaoirse:

5. Dá naċ dtugamar urraim ar feaḋ uaire amáin, ionnus go bhfanfaḋ firinne an tsoisgéil agaibhse.

6. Agus ón druing aḋ a saoiltear cáil éigin oirdearcais do beiṫ, giḋ bé mar do bádar roimhe so, ní beanann sé ḋamsa: * ní ar pearsain duine bhíos meas ag Dia. Oir an dream saoiltear do beiṫ oirḋeirc, níor ċuireadar bárr ar mo ṫeagusgsa.

* Rómh. 2. 11.

7. Aċ go contrárḋa ḋó sin, ar bhfaicsin dóib gur taobaḋ soisgéul an neimṫimċillġearrṫa leamsa, mar [do taobaḋ soisgéul] an timċiollġearrṫa le Peadar:

8. (Oir an té do oibriġ do Pheadar ċum absdaltaċta an timċillġearrṫa, doibriġ sé ḋamsa mar an gcéudna do ṫaoib na gcineaḋaċ.)

9. Agus ar naiṫne do Shéumus agus do Chéphas, agus Deóin, ar a bhfuil meas beiṫ na bpostaluiġib, an grás do tugaḋ ḋam: tugadar a lám ḋeas [a ccumann] ċumainn ḋamsa agus do Bharnabas; ċum sinne ḋ'imṫeaċt ċum na ccineaḋaċ, agus iad féin ċum an timċillġearrṫa.

10. Aċt amáin go mbiaḋ cuimhne againn ar na boċtaib: an ní céudna agá raib mé féin dúṫraċtaċ ċum a ḋéunta.

11. Agus an tan ṫáinic Peadar go hAntiochia, do ṡeas mé a naġaiḋ a éudain, óir do ṫuill sé a sreagaḋ.

12. Oir sul tángadar dream áiriġe ó Shéumas, do ċaiṫ sé biaḋ a bhfoċair na gcineaḋaċ: aċ tár éis teaċt dóib, do ṫéultó sé agus do sgar sé [riu,] ar mbeiṫ eaglaċ ḋó roim an lucht do bí don timċiollġearraḋ.

13. Agus do bádar an ċuid eile do na Iúdaiġib mar an gcéadna ag cluáineireaċt na foċair: ionnas gur tarrngeadar Barnabas fós ré na gcluáin.

14. Aċt an tan do ċonnairc misi, náċ i an tsliġe ḋireaċ do siubladar ċum firinne an tsoisgéil, a dubhairt mé ré Peadar na bfiadhnuisi uile; má atá tusa, agus tú ad Iúdaiġe, ag caiṫeam do beaṫa réir na gcineaḋaċ, agus ní réir na nIúdaiġeaḋ, créd fá gcuireann tú d'fiaċaibh ar na cineaḋaċaib, aiṫris do ḋéunam ar na Iúdaiġib.

15. Inne, atá ar nIúdaiġib ó nadúir, agus ní ar bpeaċaċaib do na cineaḋaċaib,

16. Ar mbeith fios againn, naċh saortar duine tré oibriġib an reaċta, aċ tré ċreideamh Iosa Criosd; do ċreideamhne a nIosa Criosd, mar an ccéudna, ionnus go saorfuiġe sinn tré ċreideamh

dhéin Chríost, agus ní tré oibrighibh an reachta: do bhrígh nach saorfuighthear feóil ar bith * tré oibrighibh an reachta.

* Rómh. 3. 20.

17. Agus má gheibhthear sinne ar bpeacachaibh, [agus sin] ag iarraidh ar saortha a gCríost, a né go bhfuil Críost na mhinistir ag an bpeacadh? nár léige Dia sin.

Oir má tógbhaim suas a rís na neithe do leag mé síos, do ním ciontach mé féin.

19. Oir atáimse tréas an reacht, marbh don reacht, ionnus go mbéinn beó do Dhia.

20. Do céusadh mé má raon re Críost: gidheadh atáim beó, bíodh nach misi feasda, ach Críost atá beó ionnam: agus an bheatha caithim a nois sa gcolainn, is tré chreideamh mic Dé caithim í, noch do ghráduigh mé, agus tug é féin ar mo son.

21. Ní ag cur ghrás Dé ar gcúl atáim. Oir má [tig] tréas an reacht fíréuntas, is gan adhbhar fuair Críost bás.

---

## Caib. 3.



A Ghalatiánacha gan céill, cia rinne piosóga dhaoibh, as nách géillfeadh sibh don fírinne: agar taisbéunadh Iósa Críost dhaoibh roimhe so a bhfiadhnaisi bhur súl, ar na chéusadh bhur measg?

2. Bá mian liom so amháin dfoghluim uáibh, an ó oibrighthibh an reachta fuarabhar an spiorad, ná ó éisdeacht an chreidimh?

3. An bhfuiltí coimmidhcéillidhe sin, ar dtosughadh dhaoibh sa spioraid, go madh mian libh a nois bhur gcríochnughadh sa bhfeóil?

4. An go díomhaoin dfuiling sibh a noiread sin do neithibh? as fós más díomhaoin.

5. Uime sin an tí do bheir an spiorad go fairsing dhaoibh, agus oibrigheas subhailcighe míorbhuileacha ionnaibh, an tré oibrighthibh an reachta, nó tré éisdeacht a chreidimh [do bheir sé iad?]

6. Amhail do chreid * Abraham do Dhia, agus do measadh dhó é mar fhíréuntas.

* Gein. 15. 6.

7. Uime sin is tuigthe dhaoibh, an drung [atá] don chreideamh, gur ab iad sin clann Abraham.

8. Oir ar na faicsin roimhe don sgriobtuir, go saorfadh Dia na cinedhacha tré chreideamh, do soisgéil sé roimhe láimh dÁbraham, [ag rádh] * biáidh na huile chinedhacha ar na mbeannughadh ionnadsa.

* Gein. 12. 3.

9. Uime sin an dream [atá] don chreideamh, atáid siad beannuighthe maille re hÁbraham deaghchreidmheach.

10. Oir an méid atá do thaobh oibrighthe an reachta, atáid siad faoi an mallacht. Oir atá sgriobhtha, * as mallaighthe gach aon nach ccomhnuigheann sna huile neithibh atá sgriobhtha a leabhar an reachta, chum a ndéunta.

* Deut. 27. 26.

11. Agus as ní follas nach saortar éunduine tréas an reacht a bhfiadhnaisi Dé: * óir as tré chreideamh mhairfeas an fíréun.

* Hab. 2. 4. Rómh. 1. 17. Eabhr. 10. 38.

12. Gidheadh ní ón chreideamh an reacht: * as an tí dhéunas iad, mairfidh sé tríotha.

* Lebhit. 18. 5.

13. Ach dfuasgail Críost sinne ó mhallacht an reachta, ar mbeith dhó ar na dhéunamh na mhallacht ar ar son: óir atá sgriobhtha, * as mallaighthe gach aon chrochthar a gcrann.

* Deut. 21. 23.

14. Ionnus go dtiucfadh beannachadh Abraham chum na gcinedhach a Niósa Críost, chum sinne dfagháil gheallamhna na spioraide tré chreideamh.

15. A dhearbhráithre, is do réir nóis dhaoine labhraim: bíodh nach biadh ann as connradh duine, ar mbeith dhó daingnighthe, ní chuireann éinneach ar gcúl é, agus ní curthar tuilleadh ar bith leis.

16. Anois is dÁbraham agus dá síol tugadh na geallamhnacha. Ní abair sé agus do na síolaibh, mar [do biadh sé ag labhairt] ar mhorán: ach mar do [laibheóradh sé] ar aon,

[ag rádh] agus dod ṡíolsa, agár ab é Críosd é.

17. Agus a deirim so, nách ccurfeadh an reacht noch do ṫosuigh a gcionn ceitre gcéud agus deich mbliadan bfichead na diáigh, an connradh do daingnigheadh roime ré Dia a dtaobh Chríosd, a neimbríogh, ionnas go gcuirfeadh sé an geallamhuin ar gcúl.

18. Oir más ón reacht [tig] a noighreacht, ní [tig sí] feasda ón ngeallamhuin: achd tug Dia [í] go saor Dábraham tré ġeallamh.

19. Uime sin créud é an reacht? is uime do hórduigheadh é ar son sárruighthe na naitheantadh, go teachd don tsíol dá ndearnadh an geallamh: ar na órdughadh ris na hainglib, tré láimh eidirmeadhontóra.

20. Ás an teidirmheadhontóir, ní ré haon é: ás is aon é Dia.

21. Uime sin an bfuil an reacht a naghaidh ghellamhnacha Dé? a bfad uáinn sin do rádh. Oir dá mbeiṫ reacht ar na ṫabhairt, lér bféidir beatha do ṫabhairt úadha, go deimhin is trés an reacht do ṫiucfadh fíréuntachd.

* Rómh. 3.9. 22. Achd dfág an sgrioptuir na huile dhaoine dúnta faoi pheacadh, ionnus go dtiubhartaoi an ġeallamhuin ó ċreideamh Iosa Críosd, don druing ċreideas.

23. Achd sul táinic an creideamh, do congmhadh sinn fá smachd an reachta: [agus] do dúnadh orruinn ċum an ċreidimh, do bí ré haghaidh a ḟoillsighthe.

24. Uime sin a sé an reacht fá sgolmhaighistir dúinn go Críosd, ionnus go saorfuidhe sinn tré ċreideamh.

25. Ás ar dteachd don ċreideamh, ní bfuilmid feasda fáoi sgolmhaighistir.

26. Oir atá sibh uile bhur gcloinn ag Dia, tré ċreideamh a Niósa Críosd.

* Rómh. 6.3. 27. Oir * an méid aguibh do baisdeadh a gCríosd, do ċuireabhair Críosd iomaibh.

28. Ní bfuil Iúdaighe na Gréugach, ní bfuil saor na daor, ní bfuil fear ná bean: óir is aon sibh uile a Niósa Críosd.

29. Agus más lé Críosd sibh, ás sibh síol Abraham gan amhras, agus oighridhe do réir na ngeallamhna.

---

# CAIB. 4.



Adeirim, an feadh bíos an tóighre na leanbh, nach bfuil difir ar biṫ eidir é agus seirbhfoghantuidhe, bíodh go bfuil na ṫighearna ós cionn gach neiṫe:

2. Ach bí faoi lusg a coiméuda, agus fán lus ar a mbí a chúram, go teachd na haimsire do órduigh an taṫair.

3. As mar an gcéudna sinne, an tan do bámar ar leanbuibh, do bámar a ndaoirse fói ċéadtosuighib an tsáoghail.

4. As ar gcoimlionadh na haimsire, do ċuir Dia a mac féin uadh, do gineadh ó mnáoi, [agus] do gineadh fáoi an reacht.

5. Chum na druinge do bí fáoi an reacht dfúasgladh dó, ionnus go bfuighemisne áit cloinne.

6. Agus do bríġ go bfuiltí bur gcloinn, do * ċuir Dia úadh ann bhur gcroidhthib spiorad a mic féin, goirios Abbá, aṫair. * Rómh. 8.15.

7. Uime sin ní seirbhfoghantuidhe tú feasda, ach mac: agus más mac, is oighre tú mar an gcéudna do Dhia tré Chríosd.

8. As an tan sin ar mbeiṫ dáoibh gan eólas Dé aguibh, do bíodh sibh ag seirbhís do na déeibh, nach bfuil na ndéeibh ó nadúir.

9. As a nois ó atá eólas Dé aguibh, nó fós eólas Dé orruibh, cionnas fillios sibh a ris ar na céudtosuighibh eugcruáidhe uireasbacha, dár mian ribh beiṫ a ris fá dhaoirse.

10. Bí coiméud aguibh ar laeṫibh, agus ar míosuibh, agus ar aimsearaibh, agus ar bliadhnaibh.

11. Atá eagla orram bhur dtimcheall, bhur go díomhaoin do ṫsaothruigheas mé féin ribh.

12. Iarruim

12. Iarruim dathchuinge oruibh a dhearbhráithre, bígidh mar misi, do brígh go bfuilimse mar sibhse. Ni dhearnabhar éugcoir ar bith oram.

13. Agus atá a fhios aguibh gur tré éugcrúas na feóla do shearmóin mé dhóibh an soisgéul ar tús:

14. Agus ni raibh tarcuisne ná gráin aguibh ar mo chathughadhsa um fheóil: ach do ghabhabhar chuguibh mé mar aingeal Dé, [nó fós] mar Iosa Criosd.

15. Uime sin créd i an cháill shonuis do bhi oruibh? óir do nim dfiadhnuise dhóibh, go mbeanfadh sibh, da madh éidir é, bhur súile féin amach re na dtabhairt damhsa.

16. Ar a nadhbharsin an bfuilim um námhuid aguibh fán bfirinne dinnisin dibh?

17. Ni re maith atá teasghrádh acadsan dhóibh, ach bá mian riu sinne do chur amach uáibhse, ionnus go mbiadh teasghrádh aguibhsi dhóibh féin.

18. Achd as maith an teasghrádh re beith go sioruidhe a ni maith, agus ni hé amháin an tan bhimse bhur láthair.

19. A chlann bheag, agá bfuilim a ris re niodhnuibh bhur dtimcheall, nó go ndealbhthar Criosd ionnuibh.

20. Agus do bfearr leam go mbeinn bhur láthair a nois, chum mo ghotha dathrughadh: óir atáim amharusach oruibh.

21. Innisigh dham, a dhream lér mian beith faoi an reacht, an gcluin sibh an reacht?

22. Oir atá sgriobhtha, go rabhadar dias mac ag Abraham: mac aca re hinnilt, agus mac eile re mnaoi shaoir.

23. Agus an mac do bhi ris a ninnilt, as do réir na feóla rugadh é: achd an mac do bhi ris an mnaoi shaoir, as do brígh na geallamhna rugadh é.

24. Atá ni eile re thuigsin as na neithibhse. Oir a siad so an dá thiomna: tiomna dhiobh agá ab é Agar é ó shliabh Sina, beireas clann chum daoirse.

25. Oir as ionann Agar agus Sina, sliabh sa Narábia: agus as cosmhuil i ris a Niarusalém atá a nois ann, agus atá si fá daoirse maille re na cloinn.

26. Achd atá an Tiarusalém atá shuas saor, noch as máthair dhuinne uile.

27. Oir atá sgriobhtha, * biodh * Isai. 54.
gáirdeachas ort a bhean aimrid nách bei- 1.
reann clann: réub amach agus éigh, a bhean nach bfuil re niodhnuibh: óir is lia clann na mná tréigthe, ná na mná agá bfuil fear.

28. Uime sin a dhearbhráithre, is sinne
* clann na geallamhna do réir Isaac. * Rómh. 9.
29. Achd amhuil do bhi a nuáirsin an 8.
ti rugadh do réir na feóla ag géarleanmhuin ar an ti [rugadh] do réir na spioraide: is mar sin atá a nois mar an gcéudna.

30. Gidheadh créd a deir an sgriobh-
tuir? * teilg amach a ninnilt agus a * Gein. 21.
mac: óir ni bhiaidh mac na hinnilte na 10.
oighre maraon re mac na mná saoire.

31. Go deimhin a dhearbhráithre, ni clann don innilt sinne, ach don mhnaoi shaoir.

---

## CAIB. 5.

Uime sin seasuidh sa tsaoirse léur shaor Criosd sinn, agus ná bígidh a ris ar bhur gceangal re cuing na daoirse.

2. Féuch, a deirimse Pól ribh, * dá * Gníomh.
dtimchillghearrthar sibh, nách bfuighe sibh 15. 1.
tarbhe ar bith a gCriosd.

3. Oir do nim dfiadhnuisi a ris do gach aon timchillghearrthar, go bfuil dfiachuibh air an reacht uile do choimlíonadh.

4. Atá an méid aguibh saorthar tré san reacht ar bhur ndealughadh re Criosd: do thuiteabhar ó ghrás.

5. Oir atámuidne tré san spiorad ó chreideamh, ag fuireach re dóthchas na fíreuntachta.

6. Oir a Niosa Criosd ni bfuil éifeacht ar bith a dtimchillghearradh, ná a neimhthimchillghearradh: achd a gcreideamh oibrighear tré ghrádh.

7. As maith do riothabhar: cia chuir toirmeasg oruibh, fá beith umhal don fhírinne.

8. Ni ón ti ghoireas sibh, [tháinic] an bhrosdughadh so.

9. * Géuruighe

*1 Cor. 5.6. 9. *Geuruighe beagán laibhin an taós uile.

10. Atá muinighin agumsa asuibh sa dtighearna, nách biaidh sibh ar atharrach intinne: gidheadh an tí chuireas buáidhreadh oruibh, biáidh sé fá bhreith ddamanta, gidh bé ar bith é.

11. Agus a dhearbhráithre, má nimse mar an gcéudna an timchilgheárradh do shearmóir, créud fá bhfuil géarleanmhuin fós dá dhéunamh oram? go deimhin atá sgannail na croiche ar na cur ar gcúl.

12. Do bfearr leam fós an drung chuireas mioshuáimhneas oruibh, go mbeidis ar na ngearradh uaibh.

13. Oir a dhearbhráithre, as chum saoirsi do goireadh sibh: amháin ná [déunaidh] an tsaóirse na cionfátha don cholainn: ách bidhidh féin ag seirbhís da chéile tré ghrádh.

14. Oir coimhliontar an reacht uile a naonbhréithir amháin, *grádhuigh do chomharsa mar thú féin.

* Lebbit. 19. 18. Math. 22. 39. Rómh. 13. 9.

15. Ach dá raibh sibh ag crimh agus ag slugadh a chéile, tabhraidh aire ribh nách ccnáoidhtear sibh ré chéile.

16. Uime sin a deirim siubhlaidh sa spiorad, agus ni choimhlionfaidh sibh mianghus na colla.

17. Oir bi mianghus na colla a naghaidh na spioraide, agus na spioraide a naghaidh na colla: agus atáid so contrárdha dá chéile, ionnas nach féidir lib na neithe as mian ribh do dhéunámh.

18. Agus ma threóruighthear sibh rís an spiorad, ni bhfuilti faói an reacht.

19. Tuilleadh eile, is follas oibreacha na colla, mar atá adhaltranas, sdripiopdachas, neimhghloine, macnas,

20. Iodhaladhradh, pisreóga, námhadas, imreasain, comórtus, mioscuis, consbóid, ceannairc, eiriceacht,

21. Tnúth, dúnmharbhadh, misge, cráos, agus a samhail sin, ar a labhruim ribh roimh láimh, amhuil do innis mé dhóibh roimhe; nách bfuighe an drung do ni a samhail so, oighreacht ríoghachta Dé.

22. Ar a sé as toradh spioraide, grádh, gáirdeachas, síothcháin, foighid fada, ceannsas, rún maitheasa do dhéunamh, creideamh, macántas, measardhacht.

23. Ni bhfuil dlighe a naghaidh a samhuil sin.

24. Oir an drung as le Críosd, do cheusadar an cholann, maille ré na toil agus ré na mianghusaibh.

25. Más beó duinn sa spiorad, siublam mar an gcéudna sa spiorad.

26. Ná biodh dúil a ngloir dhiomhaóin aguinn, ag cur chathuighe ar a chéile, ag tnúth ré chéile.

---

# CAIB. 6.

A Dhearbhráithre, má ghreimuighthear neach a gcoir ar bith go hobann, tugaidhse dhream spioradálta a samhuil sin do dhuine ar a ais ré spiorad ceannsachta: ag tabhairt aire leis féin [a dhuine] nach ccuirfidhe cathughadh ortsa mar an gcéudna.

2. Iomchraidh úalaighe a chéile: agus mar sin coimhlionfaidh reacht Chríosd.

3. Oir dá saoiléadh éundhuine é féin do bheith éiseach, ar mbeith dó gan éiseacht, atá sé meallta ann a intinn féin.

4. Ach déunamh gach aón a obair féin dearbhtha: agus mar sin biáidh adhbhar gáirdeachais aige dá thaobh féin amháin, agus ni do thaobh duine eile.

5. Oir *iomchoruidh gach aón a úalach féin. * 1 Cor. 3. 8.

6. *Tugadh an tí theagasgthear sa mbréithir, don tí theagasgas é, roinn dá uile maitheasaibh. * 1 Cor. 9. 14.

7. Ná meallthar sibh: ni ghabhann Dia sgige chuige. Oir gidh bé ni síolchuireas neach, a sé an ni céudna beanfas sé.

8. Oir an tí síolchuireas don cholainn, buainfidh sé truaillighe don cholainn: as an tí síolchuireas don spiorad, buáinfidh sé an beatha marthanach don spiorad.

9. Ar

* 2 Tessal. 3.14.

9. *As ag déunaṁ maiṫeasa, ná bimid tuirseaċ. Oir beanfum iona ám féin, muna ndeaċam a neimbriġ.

10. Uime sin an feaḋ atá an tám aguinn, déunaṁ maiṫ do na huile ḋaoinib, agus go mórmór do luċt éintiġe an ċreidim.

11. Do ċi sib fairsinge na litre do sgriob mé ċuguib ré mo láim féin.

12. An méid lér mian iad féin do ṫaisbéunaḋ go sgiamaċ sa ccolainn, cuirid dfiaċuib oruibse an timċillġearraḋ do ġabáil ċuguib, amáin deagla go ndingntaoi géirleanmuin orrṫa ar son ċroiċe Criosd.

13. Oir an dream sin féin atá timċillġearrṫa ni ċoiṁéudaid siad an reaċt: aċt as mian riu sibse beiṫ timċillġearrṫa, ċum mórḋála do ḋéunaṁ dóib as bur bfeoil.

14. Giḋeaḋ nár léige Dia go ndéanuinnse mórḋáil, aċt as croiċ ar dtiġearna Iosa Criosd, tré bfuil an saoġal céusda agumsa, agus misi ag an tsaoġal.

15. Oir a Ḃíosa Criosd ni bfuil éifeaċt ar biṫ a dtimċillġearraḋ, ná a neaṁṫimċillġearraḋ, aċ sa gcruṫuġaḋ nuaḋ.

16. Agus an méid ṡiubalfus réir na riaġlaċsa, síoṫċáin agus trocaire orrṫa, agus ar Israél.

17. O so amaċh ná cuireaḋ éunduine mioṡuáimneas oramsa: oir iomċruim um ċorp comarṫaḋa an tiġearna Iosa.

18. Grása ar dtiġearna Iosa Criosd maille ré bur spioraid, a ḋearbraiṫre. Amén.

Epistil

# Epistil Phóil Absdail chum na Nephesianach.

## Caib. I.

POl absdal Iósa Críosd trē ṫoil Dē, ċum na naoṁ atá a Nephesus, agus ċum na druinge ċreideas a Niósa Críosd;

2. Grása maille ribh agus sioṫċáin ó Dhia ar naṫair, agus ón dtiġearna Iósa Críosd.

2 Cor. 1. 3 / 1 Phead. 1. 3. 3. * Glóir agus molaḋ do Dhia, eadhon daṫair ar dtiġearna Iósa Críosd, noċ do beannuiḋ sinn lē gaċ uile beannaċaḋ sbioradálta, sna neiṫib neaṁḋa, a Gcríosd:

4. Amhuil do ṫoġ sé sinn ann san, sul do cruṫuiġeaḋ an doṁan, ionnus go mbéimis naoṁṫa agus neiṁċiontach, dá láṫair sion a ngráḋ.

5. Agus do réiṁċinn sé dhuinne beiṫ aige féin a náit cloinne, trē Iósa Críosd, ar a ṡon féin, do réir deaġṫoile a ṫola féin.

6. Chum molta glóire a ġrás, trē a ndéarna sé sinne grásamhuil an [a ṁac] ġráḋaċ,

7. Iona bfuil fuásglaḋ aguinn, trē na ḟuil, (maiṫmeaċas na bpeacaḋ) do réir ṡaiḋbris a ġrássan:

8. Trē ar lion sé ċuguinne, a nuile eagna agus ṫuigse:

9. Ag foillsiuġaḋ dúinne ruindiamhair a ṫola, do réir a deaġṫoile féin noċ do ċuir sé roiṁe ris féin,

10. A ministrálaċt ċoimlionta na haimsire, na huile neiṫe noċ atá ar neaṁ agus ar talaṁ do ċruinniuġaḋ a gceann a ċéile a Gcríosd.

11. Ann a bfuilmíone toġṫa, aċ ar réiṁċinneaḋ réir órduiġṫe an tí oibri-ġeas na huile neiṫe, réir ċomhairle a ṫola féin.

12. Ionnas go mbéimisne, lēr tosaiġeaḋ dóiġ do beiṫ aguinn a Gcríosd, ċum molta a ġlóiresion.

13. Ann a bfuil bur ndóiġse mar an gcéudna, ar gclos bréiṫre na fírinne dhíbh, soisgéil bur slánaiġṫe, trér ċuireaḋ fós séula oraibh iar gcreidem dhaoibh, trē sbiorad naoṁṫa na geallamhna:

14. Agár ab ē is geall connartha dar noiġreaċtne, go teaċt dúinn a seilḃ ar sdóirsi, ċum molta a ġlóiresion.

15. Uime sin ar gclos dámsa mar an gcéudna, an ċreidiṁ atá agaibhse sa dtiġearna Iósa, agus an ġrádh do na huile naoṁaibh.

16. Ní sguirim dá beiṫ ag breith buiḋeaċais ar bur son, ag coimniuġadh oraibh um urnaiġṫib:

17. Ionnus go dtiubraḋ Dia ar dtiġearna Iósa Críosd, aṫair na glóire sbiorad eagna agus foillsiġṫe dhaoibh, ċum eision dadmháil.

18. Ag foillsiughadh súl bhur ccroiḋe: ċum a ḟeasa do beiṫ agaibh créud i muiniġin a ġairmasan, agus créd ē saiḋbreas glóire a oiġreaċta sna naoṁaibh:

19. Agus créd ē roiṁéud a ċumaċta dár dtaoibhne an dream ċreideas, do réir oibriuġaḋ a ṁóirneirt,

20. Noċ do oibriġ sé a Gcríosd, an tan do ṫóg sé suas ó ṁarbaibh, agus do ṡuiḋ sé ē ar a ḋeis féin ann neaṁ,

21. Go hárd ós cionn gaċ uile uachdaránachta agus ċumachta, agus neirt, agus tiġearnuis, agus gaċ uile anma

dá

dá nainmniġṫear, ní sa ssaoġalsa amáin,
aċ mar an gcéudna sa ssaoġal atá
ċum teaċta.
*Psal. 8.6. 22. Agus * do chuir sé na huile
neithe sios fá na chosuibh, agus
tug sé na cheann é ós cionn na nuile
don neaglais,
23. Noċ atá na corp aige, na
coimlionadh ag an tí ċoimlionas na
huile sna huilib.

---

## Caib. 2.

Agus [do beódhuigh sé] sib-
se, ar mbeith dibh marbh
a gcionntuibh agus a bpea-
cadhuib:
2. Ann a rabhabhair a nallód ag siu-
bal, do réir nóis an tsáoġailse, do
réir an phrionnsa agá bfuil cumhachta a
naiéir, [agus] na sbiorude oibrigheas
a nois a gcloinn na heasumhlachta.
3. Agá rabhamairne uile mar an
gcéudna na gcoimbheartáid a nallód,
a nanmhianuibh na colla, ag tabhairt
a tola féin don cholainn agus do na
smuáintighibh: agus do bhámar ó
nadúir an gcloinn na feirge mar các.
4. Ach Dia noch atá saidbhir a
dtrócaire, tré na mhórghrádh lér ghrá-
daigh sé sinn,
5. Ar mbeiṫ dhúinn fós marb tré
ċionntuibh, do choimbeódhuigh sé sinn
maille ré Criosd; is lé grásuibh
slánaiġṫear sib.
6. Agus do ċomtóg sé súas, a-
gus do ċomsuidhiġ sé [sinn] ann neamh
a Niósa Criosd.
7. Ionnus go bhfoillseóchadh sé
sna haimsearuibh atá chum teaċta,
saidhbhreas roionmhar a ghrás,
tré mhaitheas dhár dtáobhne a Nió-
sa Criosd.
8. Oir as tré ghrás atá sib ar
bur slánughadh tré ċreidem: (agus
ní uáib féin so: as tiodhlacadh Dé.)
9. Ní ó oibrighthib, deagla go ndéan-
nadh cóndune uáill as féin.
10. Oir as sinne a obair sion, air
ar gcruthughadh a Niósa Criosd
chum deagoibrigheadh, noch do ullmhuigh
Dia roimh láimh, chum sinne do siubal
ionnta.
11. Uime sin biodh ar coimhne a-
guibh, ar mbeith dhaóibh a nallód
bhur gcineadhachuibh sa bfeóil, dá
ngoirthi an neamhthimchillghearradh
ris an [druing] dá ngoirtear an tim-
chillghearradh, do nithear lé lá-
muibh sa bfeóil,
12. Go rabhabhair sa naimsirsin a
néugmais Chriosd, ar mbeith dáoibh
gan buáin aguibh ré maitheas pub-
lide Israél, agus bur gcoimighthea-
ċuib do ċonnartuib na ngealladhna, ar
mbeiṫ dibh gan muinighin, agus gan
Dia ar biṫ aguib.
13. As a nois a Niósa Criosd,
atá sibse do bí ar uáirib neamċomga-
raċ, ar bur ndéunam comgaraċ, tré
fuil Chriosd.
14. Oir as eision ar siothċáinne,
noch do rinne áon dinn aráon, agus
do bhris sios balla meadhónach na
teórann:
15. Ar gcur a naimhdeantuis ar
gcúl dó tré na feóil, [eadhon] reacht
na naitheantadh maille ris na hórduig-
thibh, ionnus go ndéanadh sé cóndune
amáin núadh do dhias ann féin, ag déu-
nam siothċána.
16. Agus go ndéanadh réidh ar
áon iad ré Dia a náonchorp tréas an
gcrois, lér chuir sé an naimdeanas
ar gcúl.
17. Agus ar dteacht dó do sois-
géil sé siotċáin dibse nách raibh na
ċomġar, agus don druing do bí na
ċomġar.
18. Oir * is triobsion atá ar sli- * Rómh. 5.
ġe ar ndís, ré dul a steaċ cum a nathar, 2.
a náoin sbiorad.
19. Uime sin, ní bfuiltí ní sa mhó
bur gcoimigtheċuib, ná bur gcoigcri-
óchuib: aċ bhur lucht cóncaithreach do
na náomhuibh, agus bhur lucht tighe
Dé:
20. Ar mbeith dib áitighthe ar

fondameint na nabstal, agus na bfáidheadh, ar mbeit Iósa Críosd féin na chloich chinn ag an ccuáinne :

21. As a bfásann an tegdhuis uile súas, ar mbeit dó go ccert cengailte dá céile ann san, cum [beit na] tempoll náomhta sa dtighearna :

22. Ann a bhfuil sibhse mar an gcéudna ar bhur gcomhthógbháil súas, ionnus go mbiadh sibh bhur bteaghduis chomhnuidhe ag Dia trés an spiorad.

## CAIB. 3.

AR a nadhbharsa, atáimse Pól um bhráighe Iósa Críosd, ar bur sonsa, a cinedhacha :

2. Má chualabhair feadhmantas gnás Dé tugadh dhamh bhur dtábhsa.

3. Oir gur fhoillsigh sé dhamh do réir thaisbéunta, an rundiamhair, mar do sgriobh mé roimhe go haithghearr :

4. As ar féidir libh ar na léughadh dhibh, meólussa a rúndiamhair Chriosd do tuigsin.

5. Noch sna haimsearaibh eile nár foillsigheadh do chlannaibh na ndaoine, do réir mar atá sé a nois ar na foillsiughadh dá abstalaibh náomhta, agus dá fáidhibh, trés an spiorad.

6. [Eadhon] go mbeidís na cinedhacha na gcomhoighreidhibh agus na gcomchorp, agus rannpáirteamhuil ann a ngeallamhnassan a gCriosd, trés an soisgéul :

7. Ar a ndearnadh minisdir dhíomsa, réir tiodhlaice gnás Dé tugadh damh, maille ré hoibriughadh brioghmhar a chumhassan:

8. Dhamsa, an ti as lugha do na huile náomhaibh, do tugadh an gnás so, [eadhon] * saidhbhreas dóchuardaighte Chriosd do soisgéulughadh a measg na gcinedhach.

* Galat. 1. 16.

9. Agus a foillsiughadh do na huile dhaoinibh, créad é cumann na rundiamhra, noch do bhí folaighte ó thús an domhain a Ndia, noch do chruthaigh na huile neithe tré Iósa Críosd :

10. Ionnus go ndéantaoi a nois follas trés a neglais, eagna éugsamhuil Dé, dúachtaránaibh agus do chumachtaibh ar neimh :

11. Do réir an réimchinnidh siorraidhe, noch do rinne sé a Niósa Criosd ar dtighearna.

12. As a bfuil dánachd againn, agus slighe ré dul a steach maille ré dóchas, tré chreidemh ann san.

13. Uime sin iarruim dathchuinghe, gan sibh do dhul a nanbfainne tré mo buáidhearthaibhse ar bur sonsa, noch as glóir dáoibhse.

14. Ar a nadhbharsa filleam mo ghlúine dathair ar dtighearna Iósa Criosd :

15. As a nainmnighthear a nuile atharadhas ar neimh agus ar talamh.

16. Ionnus go dtiubhradh sé dhíbh, do réir saidhbhris a ghlóire, beit láidir neartmhar tré na sbiorad, sa duine don taoibh a stigh.

17. Ionnus go ndéanadh Criosd comhnuidhe tré chreidemh ann bur gcroidhthibh :

18. Ionnas ar mbeit dibh ar bhur bfréumhughadh agus ar bur bfondamentughadh a ngrádh, go madh féidir libh a choimsiughadh maille ris na huile náomhaibh, créd é an leithed, agus an fad, agus an doimhne, agus an airde :

19. Agus eólas ro oirdheirc gráidh Chriosd do beit agaibh : cum go líontaoi sibh ré huile iomláine Dé.

20. Uime sin don ti lér féidir na huile neithe do dhéunamh go hiomarcach tar mar iarrmaoid, nó mar smuáinemid, do réir an chumas oibrigheas ionainn,

21. Don ti sin, glóir sa neglais, tré Iósa Criosd, ó dhine go dine, go ságal na ságal. Amén.

## Caib. 4.

Uime sin sirimse ar mbeith um bráighe ar son an tighearna, dathchuinge oraibh, * siubal dáoibh mar is iomchubhaidh don ghairm chum ar goireadh sib: (* Phil. 1. 27. Coloss. 1. 10. & 1 Tessal. 2. 2. 12.)

2. Maille ris a nuile umlas intinne agus ceannsas, maille ré foighid fada, ag iomchur ré chéile a ngrádh:

3. Ag déunamh dithchill ar chongbhail na sbioraide do choiméud, a gcoimcheangal síothchána.

4. Eunchorp, agus éin sbiorad atá ann, amhail fós do goireadh sib a néunmhuinighin bur ngarma.

5. Eintighearna, éinchreideamh, éun baisdeadh,

* Mal. 2. 10. 6. * Ein Dia, agus athair na nuile, noch atá ós cionn na nuile, agus tréd na huilib, agus ionnaibh-se uile.

7. Ach tugadh grás dá gach áon aguinn do réir miosúir tiodhlaice Chriosd.

* Psal. 68. 18. 8. Uime sin a deir sé, * ar ndul dó súas a náirde, go rug sé an braighdeanas a mbraighdeanas ris, agus tug sé tiodhlaice do dhóinib.

9. Agus go ndeachaidh sé súas, créd is ciall dó ach go ndeachaidh sé síos ar tús mar an gcéudna go hionadaibh iarsaracha na talman?

10. An ti do chuaidh síos, as é an neach céudna do chuaidh súas go hárd ós na huile neamhaibh, chum na nuile do líonadh dó.

* 1 Cor. 12. 28. 11. Uime sin * tug sé drung áiridhe na nabsdalaib, agus drung eile na bfáidhib, agus drung eile na soisgéulaidhib, agus drung eile na náodhairighib agus na luchd teagaisg:

12. Chum na náomh do cheangal go diongmhálta ré chéile, chum oibre na miniosdrálachta, [agus] chum follamhnaighthe chuirp Chriosd:

13. Go tigsam uile a naondas an chreidimh, agus eólais mic Dé, mar dhuine iomlán, [agus] do réir miosúir áoise iomláine Chriosd:

14. Ionnus nach beimis ó so amach ar leanbaib, dár mbogadh agus dár ngluasas fá gcuáirt ré gach uile ghaoith teagaisg, ré cleasradh dáoineadh, agus ris an ngliocas ceilge ann a mbid ag luigheachan chum mealltóireachta:

15. * Ach ar mbeith dhúinn ag leanmhain don fhírinne a ngrádh, fásam sna huile neithib chum an ti as ceann ann, [eadhon] Criosd: * Zachar. 8. 16.

16. * O na bfaghann an corp uile, ar mbeith dó go ceart coimcheanglaite, agus dlúthaighthe ré chéile tré choimcheangal na nuile ball ré a gcoimlíonadh é, maille ré hoibriughadh brioghmhar do réir miosúir gach éunbhuill, fás ionchubhaidh cuirp, chum a follamhnaighthe féin a ngrádh. * Coloss. 2. 19.

17. Uime sin a deirim so, agus tógbhaim an tighearna a bfiadhnuise air, gan sibhse do siubal feasda, mar siublaid na cinedhacha eile, a ndiomháoines a nintinne,

18. Agá bfuil a dtuigse ar na dalladh, ar mbeith dóibh na gcoimhightheachaib do bheatha Dhé, do bhrígh an ainbhfis atá ionnta, * tré chruas a gcroidhe. * Rómh. 1. 21.

19. Noch ar mbeith dóib gan mothughadh ionnta, tug iad féin do mhiondáire, chum gach uile neimhghloine do dhéunamh maille ré saint.

20. Ach ni mar sin fuarabhairse foghluim Chriosd:

21. Má chualabhair é, agus má teagaisgeadh sib ris, (amhail atá an fhírinne a nIosa,)

22. Gur cóir dáoib do réir na céud choimbearsáide an seanduine * do chur dhib, noch atá ar na thruáilleadh ó ainmiannaib seachráin: * Coloss. 3. 8.

23. Agus beith dáoib ar bur * nathnúadhughadh a sbioraid bur nintinne. * Rómh. 12. 2.

24. Agus an duine núadh do chur iomaib, noch atá ar na chruthughadh do réir Dé, a bfíréuntas, agus a bfíornáomhthas.

25. Uime sin ar ndealughadh ris an mbréig dáoib, * labhradh gach áon aguib a bfírinne ré na chomharsain: óir as baill dá chéile sinn. * Zachar. 8. 16.

*Psal.4.4. 26. *Bíoḋ fearg oraibh, gidheadh ná déunaiḋ peacaḋ: ná meileaḋ bur bfearg go dul na gréine faoi:

*Iam.4.7. 27. *Agus ná tugaiḋ áit don Diábal.

28. An ti do rinne goid, ná gadaḋ ni sa mó: acht go madh luáiṫe oibrigheas sé saoṫar ag oibriuġaḋ maiṫeasa ré na lámhaibh féin, ionnus go mbiaḋ ni aige ré thabhairt don ti air a bhfuil riachdanus.

29. Ná tigeaḋ briaṫar ar bith ṫruáilliġe amach as bur mbéul: ach gidh bé [briaṫar] ḟoghnas chum follamhnuiġṫe, ionnus go dtiubhraḋ grása don lucht éisdeachta.

30. Agus ná cuiriḋ doilgheas ar spiorad naomhṫa Dé, léir cuireaḋ séula oraibh go lá an ḟuasgluiġṫe.

31. Bíoḋ gach uile searbhus, agus gach amhgidheachd, agus gach fearg, agus gach gáirrṫa, agus gach ithiomradh, ar ná togbháil uáibh, maille ris a nuile olc.

*2 Cor. 2. 10. Coloss.3. 12, 13. 32. *Bigidh sochroiḋṫeach, trócaireach dá chéile, ag tabhairt maiṫeamhnuis uáibh, amhuil tug Dia mar an gcéudna maiṫeamhnus dóibhse a gCriosd.

## Caib. 5.



Uime sin bigidhse bur lucht leanmhana Dé, mar chloinn ghráḋuiġ:

*Eoin. 13, 34. & 15. 12. 2. *Agus siubhluiḋ a ngráḋ, amhuil do ġráḋuiġ Criosd sinne, agus tug sé é féin ar ar son, na ofráil agus na iodhbairt dheaghbhaluiḋ do Dhia.

*Coloss.3.5. 1 Tessal.4. 3. 3. *Gidheaḋ sodhrúpacas, nó neamhġloine ar bith, nó saint, ná hainmniġṫear amháin bar measg iad, mar as iomchubhaidh do naomhaibh:

4. Ná gáirrseamhlas, na comrádh baot, ná cnáid cainte, noch is neithe neimhchubhaidh: acht go madh fearr [libh] breiṫ buidheachais.

5. Oir atá a fios so agaibh, nach bhfuil oighreachd a ríoghachd Chriosd agus Dé, ag sdriopaiḋ ar bith, ná ag duine santach, noch as fear iodhaladhraiġ.

6. Ná mealladh éinneach sibh ré briaṫraibh diomhaoineacha: óir tig fearg Dé ar son na neiṫeannsa ar chloinn na heasumhlachta.

7. Uime sin ná bigidh na gcumann.

8. Oir do bhádhbhar uáiribh bar ndorchadus, as a nois bar solas sa dtiġearna: siubhluiḋ mar chloinn an tsolais.

9. (Oir atá toradh na spioraide sa nuile maiṫ, agus ḟíreuntas agus ḟírinne.)

10. Ar mbeiṫ dóibh ag derbhadh créd é an ni iona mbi deaghthoil an tiġearna.

11. Agus ná bíoḋ cumann agaibh ré hoibriġhibh neamhtharbhacha an dorchadhuis, acht go madh luáiṫe ribh dá lochdughadh.

12. Oir as gráineamhuil ré a ninnisin amháin, na neiṫe do nid siad ós iseal,

13. Gideadh bid na huile neiṫe follas, ar mbeiṫ dóibh diomolta ón tsolas: óir a sé an solas do ni gach ni foillsiġe.

14. Uime sin a deir sé, *músguil a dhuine atá ad chodladh, agus éiriġ ad seasamh ó marbhaibh, agus do bhéura Criosd solas dhuit. *Isa.60.1.

15. Uime sin tabhraiḋ dá bur naire cionnas do tiucfaḋ ribh siubhal go haireach: ni mar dhaoinibh gan eagna, ach mar dhaoinibh eagnaiḋe: *Coloss.4.5.

16. Ag ḟuasgladh na haimsire, do briġ go bhfuilid na laeṫe go holc.

17. Uime sin na bigidh neimhglic, ach tuigidh créd i toil an tiġearna.

18. Agus na bigidh ar misge ó ḟion, iona bhfuil craos: ach bigidh ar bur líonadh don spiorad:

19. Ag labhairt ré chéile a salmaibh, agus a bhfonnaibh diaġa, agus a gcaintichibh spioradálta, ag seinm, agus ag déunamh ceóil don tiġearna ann bhur gcroidhṫibh.

20. Ag breiṫ buidheachais do ṡíor ré Dia aṫar, a nainm ar dtiġearna Io-

sa

sa Criosd, ar son na nuile neiteann.

21. Ag déunamh umhlasa dá chéile a neagla Dé.

*Col. 3. 8. Tit. 2. 5. 1 Phead. 3. 1. 22. * A mhná bigidh umhal dá bhur bfearaibh féin, amhail [do biadh sibh] don tighearna:

*1 Cor. 11. 3. 23. * Ar a nadhbhar gur ab é an fear ceann na mná, amhail a sé Criosd ceann na heaglaise: agus is é slánaightheóir an chuirp é.

24. Uime sin amhail atá a neaglais umhal do Chriosd, go madh hamhlaidh sin [biaidh] na mná dá bfearaibh féin an gach éinni.

*Coloss. 3. 19. 25. * A fhiora, biodh grádh agaibh dá bhur mnáibh, mar do ghráduigh Criosd a neaglais, agus tug sé é féin tar a son:

26. Ionnus go ndeanadh naomhtha í, ar na glanadh dhó a nighe uisge, trés an mbréithir:

27. Chum a dhéunta dhó féin na heaglaise glórmhair, gan cháidhe gan chasadh, ná ní ar cosmhail riú sin: acht ionnus go mbiadh sí naomhtha neimhchiontach.

28. As amhlaidh sin as cóir do na fearaibh a mná do ghrádughadh mar a gcorpaibh féin. An tí ghráidhigheas a bhean, a sé féin ghráidhigheas sé.

29. Oir ni thug éunduine riamh fuath dá fheóil féin, acht do beir beatha agus cludadh dhi, do réir mar do beir an tighearna don neaglais.

30. Oir as buill dá chorpsan sinne, dá fheóil agus dá chnámhaibh.

*Gein. 2. 24 Math. 19. 5. Mar. 10. 7. 31. * Dá bhrígh so fágbhaidh duine a athair agus a mhathair, agus biaidh sé ceangailte dá mhnaoi, agus béid a ndís na naoinfheóil.

32. As seicréid mór so, acht as tar Chriosd agus air a neaglais a labhraim sé.

33. Uime sin gráidheadh gach aon agaibh a bhean, mar é féin: acht go mbiadh an bhean eaglach roimh an bfear.

## Caib. 6.



* Chlann bigidh umhal dá bhur naithribh agus da bhur maithribh sa dtighearna: óir as cóir so. * Col. 3. 20

2. * Tabhair onóir dod athair agus dod mhathair, (noch as é an chéud aithne maille ré gealladhuin) * Exod. 20. 12. Deut. 5. 16. Math. 15. 4.

3. Ionnus go mbiadh rath ort, agus go mbiadh fad saoghail agad ar an dtalamh.

4. Agus a * aithreacha, ná brosduighe bhur gclann chum feirge, acht tógbhaidh súas iad a dteagusg, agus a bfoirchedal an tighearna. * Col. 3. 21.

5. A * sheirbhfhoghantuighe, bigidh umhal dá bhur maighistribh do réir na feóla, maille ré faitchios agus ré criothnughadh, a bfiorghloine bhur gcroidheadh, amhail [do biadh sibh,] do Chriosd. * Col. 3. 22. Tit. 9. 8. 1 Phead. 2. 18.

6. Ni ag déunamh seirbhise don tsuil, mar an lucht do ní toil na ndaoine, acht mar sheirbhfhoghantuighibh Chriosd, ag déunamh toile Dé ó chroidhe:

7. Maille ré deaghthoil ag déunamh seirbhise, amhail don tighearna, agus ní do dhaoinibh:

8. Ar mbeith a fhios agaibh, gidh bé maith do dhéunas gach aon, go bfuighe sé a luaidheacht ón dtighearna, más daor nó saor é.

9. Agus a maighistrí déunaidh na neithe céudna dhóibhsion, ag cur bagartha ar gcúl: ar mbeith a fhios agaibh, go bfuil bhur maighistir féin air neamh mar an gcéudna, agus * nach bhfuil féuchuin do phearsannaibh seach a chéile aige. * Rómh. 2. 11.

10. Fá dheóidh a dhearbhráithreacha, bigidh neartmhar sa dtighearna, agus a gcumhas a neirtsion.

11. Cuiridh iomaibh armáil Dé go huiliidhe, ionnus go madh féidir libh seasamh a naghaidh sligheadóireachta an Diabhail.

12. Oir ní ré fuil agus ré feóil do niomaid sbáirn, acht ré huachtaranaibh, ré cumhachtaibh, ré prionnsaidhibh an domhain, dorchadhais an tsaoghailse, ré drochspioradaibh, noch atá sna hionadaibh arda.

13. Uime

13. Uime sin glacaidh chugaibh ar-
máil Dé go huilidhe, chum go madh féidir
libh cur na naghaidh a ló an riaghanuis,
agus seasamh ar gcríochnughadh na nuile
neitheann dóibh.
14. Uime sin seasaidh, ar mbeith dá
bhur leasraighibh ar na gcreasughadh ré
fírinne, agus ar gcur éidigh osa na
fíreantachta iomaibh:
15. Agus bróga ullmhaighthe sois-
géil na síothchána fá bhur gcosaibh.
16. Agus tar gach uile ní glacaidh
chugaibh sgiath an chreidimh, tré na dtiu-
cfaidh dhibh uile ghaethe teintidhe na
drochsbioraide do mhúchadh.
17. Agus gabhaidh chugaibh clogad
na sláinte, agus cloidheamh na sbioraide,
eadhon briathar Dé.
18. Ar mbeith dibh ag urnaighe do
síor, ré gach uile ghné urnaighe agus
athchuinghe thrés an sbiorad: agus ag
faire sa ní gcéadna maille ré gach uile
bhuanas agus guidhe ar son na nuile
naomh.
*Coloss.4.3. 2 Tessal. 3. 1.
19. Agus ar mo sonsa; ionnus go
dtiubhartaoi dam cumas labhartha a
nosgladh mo bhéil maille ré dánachd, chum
seicreide an tsoisgéil do fhoillsiughadh
dam:
20. Dá bhfuilim um theachta a ngéi-
beann: ionnus go ndéanaim dánachd labhar-
tha as, mar as éigean dam labhairt.
21. Agus ionnus go mbiadh fios a-
gaibhse á na neithibh bheanas riomsa [a-
gus] créd do ním, foillseóchuidh Ti-
chicus dearbhráthair dioghraiseach, agus
minisdir dílis sa dTighearna, na huile
neithe dhibh:
22. Noch do chuir mé chugaibh a dtim-
chioll a nadhbharse féin, ionnus go mbiadh
fios na neitheann bheanus rinne aguibhse,
agus go dtiubhradh comfurtachd dá bhur
gcroidhthibh.
23. Siothcháin ris na dearbhráithribh,
agus grádh maille ré creideamh ó Dhia
athair, agus ón dTighearna Iosa Crí-
osd.
24. Grása maille ris na huile
dhaoinibh ghráidhigheas ar dTighearna Iosa
Críosd maille ré neamhthruailleadh. Amen.

epistil

# EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA BHFILIPPIANACH.

## CAIB. I.


Ol agus Timotéus serbfo-
ġantiġiḋ Iósa Criosd, ċum
na nuile naoṁ a Niósa Cri-
osd noċ atá a bhFilippi,
maille ris na hespuguibh
agus ris na deocanuibh:
2. Grása maille ribh agus sioṫ-
ċáin ó Dhia ar naṫair, agus ón dtiġer-
na Iósa Criosd.
3. Beirim buiḋeċas re mó Dhia
gaċ uáir ċoimniġim oruibhse,
4. Ag sírḋéunam urnuiġe maille
re gáirdeċas, um uile guiḋe ar bhur
sonsa uile.
5. Do ḃríġ bhur gcumuinn ris a
tsoisgéul, ón gcéud lá gus a nois.
6. Ar mbeiṫ dam dearbṫa as an ní
céudnasa, gḋon an tí do ṫionsguim
obair ṁaiṫ ionnuibh, go gcuirfe sé crioċ
uirrṫe, go lá Iósa Criosd:
7. Mar as cóir dam an breaṫnu-
ġaḋsa do beiṫ agum oruibh uile, do
bríġ go bhfuil sibh agam um ċroiḋe, go
rabhabhair uile páirteċ re mo ġrásasa re
linn mo ġeibheann, agus mo ċosanta agus
mo daingniġṫe ar a tsoisgéul.
8. Oir atá Dia dfiaḋnuise agum,
ar méud mo ḋúile ionnuibh uile ó ḟréu-
maċ mo ċroiḋe a Niósa Criosd.
9. Agus iarruim so datċuinge,
bhur ngrásasa do líonaḋ fós ní sa mó
ná ċéile, a neólas agus a nuile
tuigse:
10. Ionus go ndearbhaḋ sibh na nei-
ṫe as ferr, as go mbiaḋ sibh fiorglan
gan tuisleaḋ ar biṫ go lá Chriosd:
11. Ar mbeiṫ líonta do ṫorrṫuibh
fíréuntasa, noċ tré Iósa Criosd [lío-
nus,] chum glóire agus molta Dé.
12. Agus as mian liom a ḟios do
beiṫ aguibh a dearbhráiṫre, na neiṫe
tárla dam gur éiriḋ riu barr oir-
dearcuis do ċur ar a tsoisgéul:
13. Ionas go bhfuilid mo ċuibhriġ-
ṫese ar son Chriosd oirrdeirc ar
feaḋ an Phaláis uile, agus sna huile
[aitibh] eile:
14. Ionas gur móide dánas na co-
da as mó do na dearbhráiṫribh sa dti-
ġearna, ċum na bréiṫre do labhairt go
neamheaglaċ, an meisneaċ do ġabhadar ċu-
ca as mo ċuibhriġṫibhse.
15. Do ní dream áiriġe go dearbṫa
Criosd do seanmóruġaḋ tré ṫnúṫ a-
gus tré ċonsbóid, agus dream eile tré
deaġṫoil:
16. Do ní dream aca Criosd do
seanmóruġaḋ tré ċonsbóid, ní ó inṫinn
ġlan, ag saoilsin dóibh go gcuirfiḋ
tuilleaḋ buaiḋearṫa a gceann na gcuibhreaċ
atá oramsa:
17. Aċ dream eile ó ġráḋ, ar mbeiṫ
a fhios aca, go bhfuilimse ar mo chur
ċum seasaḋ ar son an tsoisgéil.
18. Creud eile másseaḋ? atá Cri-
osd fós dá seanmóruġaḋ ar gaċ éun-
ċor, más a ríos [firinne] nó fós a
bhfírinne féin: agus do nimse dá bríġ
so gáirdeċas, agus fós do ḋéunaḋ
gáirdeċas.
19. Oir atá a ḟios agum go ra-
ċaiḋ so ċum slánuiġṫe dam tré bhur
nurrnuiġṫese, agus tré ċungnaḋ iom-
lán sbioraide Iósa Criosd:
20. Do réir mar atá mo ṡúil agus
mo ṁuiniġin go ġéur ris, naċ ccuir-
fiġṫear aonáire oram a naoin ní, ach
maille re gach uile dhóchas, amhuil
do

[do tárrla dam] a riam, go náirdeocar
Criosd a nois mar an gcéudna um
ċorp, más tré beta nó tré bás [é.]
21. Oir as éudáil damsa Criosd,
más beta nó bás dam.
22. Agus dá [dtegmhuidh dam] beiṫ
beó sa gcolluinn, [biáidh sé] tarbach
dam: agus créd do béurainn do ro-
ġain, ni eolach mé.
23. Oir atáim a gcumgaċ ar gaċ
taobh, ar mbeiṫ dam fonnmar ar beiṫ fá
réir, agus ar beiṫ a bfoċair Chriosd:
óir ni bfuil an ni as ferr ná sin.
24. Giodhedh as riaċtanaċ dibse mé
ḟuireaċ sa gcolluinn.
25. Agus atá a ḟios dearbṫa so
agum, go bfanfad agus go ndéunad
comhnuidhe bur bfoċairse uile, ċum sibse
ċur ar bur naomhaċ, agus ċum gáir-
deaċais creidim:
26. Ionnus go lionfadh bur luath-
ġáirse a Niósa Criosd dom taobhsa,
ó beiṫ dam a ris a láṫair agaibh.
*Ephes.4.1. Col.1.10. 1 Tessal.2.12.
27. * Amáin iomċruidh sib féin go
cubaidh do soisgéul Chriosd, ionnas dá
dtigidh mé agus go bfaicfead sib, nó
dá raibh mé uáibh, go bfuigead sgéula
oruibh, go bfuilti ag fuireaċ a naoin sbi-
oraid, agus ag cur le ċéile deiṁinntin
a gcreideamh an tsoisgéil:
28. Agus ná biodh egla na dhuinge
ċuireas bur naomhaċ oruibh a gcáil ar
biṫ: noċ is comarṫa sgriosda dóib-
sion, aċ sláinte dhibse, 7 sin ó Dhia.
29. Oir tugadh dhibse a naisgidh
ar son Chriosd, ni hé amáin creideamh
dhib ann, aċ mar an gcéudna fulang
ar a son:
30. Ar mbeiṫ don ċomrac ċéudna
agaibhse, noċ do ċoncabhair ionnamsa, a-
gus a nois do ċluinti [beiṫ] ionnam.

## Caib. 2.

Uime sin má atá comfurtaċ ar biṫ a gCriosd, má atá solás ar biṫ gráda, má atá cumann ar biṫ spioraide, má atá truáiġe ar biṫ nó troċaire:
2. Coimlionuidh mo ġáirdeaċas, re
beiṫ dib deiṁinntin, dóengrádh, déuntoil,
[agus] déinbreiṫemnas.
3. Gan éinni tré ċonsbóid, ná tré
glóir diomhaoin, aċ a numlas inntinne
measadh gaċ aon gur ferr neaċ eile ina é
féin.
4. Nár ab iad na neiṫe bainas ris
féin beuras gaċ aon dá ġe, aċ gach
aon na neiṫe fós bainas re dáoinibh eile.
5. Uime sin biodh a ninntinn ċéudna
ionnuibh noċ do bi fós a Niósa Criosd:
6. Noċ ar mbeiṫ dó a bfoirm Dé,
nár mheas sé na sladh beiṫ dó coimionnann
re Dia:
7. As do ċuir sé é féin a neim-
ṡuim, ar ndul dó a rioċt searbfoġantuiġ-
ġe, ar na déunamh cosmail re dáoinibh,
8. Agus ar na faġáil a bfioġair
mar duine, do islig sé é féin, ar mbeiṫ
dó ar ná déunamh umal gus an mbás,
eadhon bás na croiċe.
9. Ar a nadhbharsin do árduigh Dia
é go ro árd mar an gcéudna, agus
tug sé ainm dó ós cionn gaċ uile anma.
10. Ionnus go ccromfadh gaċ uile
glún dainm Iosa, [eadhon glúine] na
neiṫeann atá ar neaṁ, agus ar talamh,
agus faoi an dtalamh:
11. Agus go naidmheóċadh gaċ uile
teanguidh gur ab é Iosa Criosd an ti-
ġearna, ċum glóire Dé aṫar.
12. Uime sin a ċáirde amhuil tug
sib umlas dáibh a gcomhnuidhe, ni hé
amáin dom láṫairse, aċ a nois go mór-
mór ar mbeiṫ dam bur bfeugmhais,
soiṫruiġe bur slánughadh féin maille
re faitċeas agus re crioṫnughadh.
13. Oir as é Dia oibriġeas ionnuibh
an toil agus an gniomh, do réir a degh-
ṫola.
14. Déunuidh na huile neiṫe gan
monbar agus gan ċallóid:
15. Ionnus go mbiáidh sib neiṁċion-
taċ, agus neamhurċóideaċ, bur gcloinn neam-
loċtaiġ ag Dia, a measg droiċċinidh
ċrosda, eidir a bfuil sib ag deáll-
rughadh mar lóċhrannaibh soillse sa
tsaoġal.
16. Ag singeadh breiṫre na betha
uáib

uáiḃ amaċ, ionnus go dtiucfaḋ dhiomsa mórdáil go ḋéunaṁ a ló Chriosd, nár rioċ mé go diomhaoin, agus nár ṡáoṫruiġ mé go diomhaoin.

17. Aċ fós bíoḋ go bfuilim dom ioḋbairt ar ṡeirḃís ioḋbarṫa agus seirbhise bhur gcreidimse, atá luaṫġáir oram agus gáirdeaċas má rión libhse uile.

18. Ar son a naḋbhair ċéudna dénuiḋse fós luaṫġáir agus gáirdeaċas má rión riomsa.

19. Agus atá muiniġin agum sa dtiġearna Iósa, ré Timoteus do ċhur ċuguibh go haiṫġearr: ionnus go mbéin deaġmheisnig, ar bfaġáil sgéla créud as cor dhibhse.

20. Oir ni bfuil a samhuil agum ar ḟeabhus a inntinne, do neoċ ar a mbiaḋ cúram na neiṫeann bheanas ribhse go dúṫraċtaċ.

21. * Oir siad na neiṫe bheanas riu féin iarruid na huile, [agus] ni hiad na neiṫe bheanas ré hÍosa Criosd.

22. As atá fios a dearbhṫasan aguibhse, ġoon ga ndearna sé minisdráles um ṡoiscéul, amhuil do ḋéunaṁ mac a bfoċair a aṫar.

23. Uime sin atá súil agum ris a bfearsa do ċur [ċuguibh,] comhluath agus biás a ḟios agum créud bhus cor damh féin.

24. Agus atá muiniġin agum sa dtiġearna, go dtiucfuiḋ mé féin mar an gcéudna ċuguibh go haiṫġearr.

25. Giḋeaḋ do mheas mé gur riaċtanaċ, mo ḋearbhráṫair Epaphroditus do ċur ċuguibh, mo ċomhoibriġe, agus mo ċoimhfior coguiḋ, agus bhur dteaċdase, agus an ti do ḟóir orm a nám mo riaċtanuis.

26. Oir do bi fonn a ċroiḋe ionnuibhse uile, agus do líonaḋ é do ṫuirse tré na ċlos dóibhse go raibh sé lag.

27. Agus go deimhin do bi sé lag a bfoġus don bhás: giḋeaḋ do rinne Dia trócaire air; agus ni hairsean amháin, aċ oramsa mar an gcéudna, ionnus náċh biaḋ doilġeas ar ṁuin doilġis orum.

28. Uime sin bá móiḋe mo ḋúṫraċt fá na ċur ċuguibh, ionnus ar na ḟaicsin a ris dóibh go nġéubha gáirdeaċas sibh, agus go maḋ luġaiḋe mo doilġeasa é.

29. Ar a naḋbharsin gabhuiḋ ċuguibh é sa dtiġearna maille ris a nuile ġáirdeaċas: agus bíoḋ cion mór aguibh ar a samhuilsion.

30. Do bhriġ go dtáinic sé go gar don bhás ar son oibre Chriosd, agus nár ċuir suim ann a anam, ionnus go gcoimhlionfaḋ sé a nuireasbhaiḋ do bhi oramsa a dtaoibh bhur seirbhísse.

---

## CAIB. 3.

TUilleaḋ eile a dearbhraiṫre, déunuiḋ gáirdeaċas sa dtiġearna. Go deimin ni leisg leam na neiṫe céudna do sgriobaḋ ċuguibh, agus as ni sabálta dhibhse é.

2. Coimhéuduiġ sibh féin ar madruiġibh: coimhéuduiġ sibh féin ar droċluċt oibre: coimhéuduiġ sibh féin ar an gcoimhġearraḋ.

3. Oir as sinne an timċillġearraḋ, noċ do ni seirbhis do Dhia a sbioraid, agus do ni gáirdeaċas a Niosa Criosd, agus naċ ccuireann ar muiniġin sa bfeóil:

4. Bíoḋ gur féidir leamsa fós beiṫ muiniġeaċ as an bfeóil. Má ṡaoileann éineaċ eile go bféudann sé muiniġin do ċur sa bfeóil, as mó ná sin féudaimse,

5. * Ar mbeiṫ dam timċillġearrṫa * 2 Cor. 11.
an toċtmhaḋ lá, do ċineaḋ Israel, do 22.
ṫreibh Bheniamin, am eabhraiḋe do na
heabhruiġibh, * am ḟairiseaċ do réir an * Gníomh.
reaċta. 23. 6.

6. Ré hiomad gráḋa do rinne mé ġearleanmhuin ar a neaglais: do réir an ceirt atá sa reaċt, do bi mé neimhċiontaċh.

7. Aċ na neiṫe do bi na néudáil agam, do ṁeas mé gur dioġbháil iad ar son Chriosd.

8. Agus fós go deimin, measaim gur dioġbháil na huile neiṫe, ar son eólais

ro oirrḋeirc Iósa Criosd mo ṫiġearna: agár léig mē díom na huile neiṫe ar a son, agus measaim nac bfuil ionnta aċt aoilleċ, ionnus go ngnodhachuinn Criosd:

9. Agus go bfuiġti ann san mē, gan beiṫ dom fíréuntas féin [ṫig] ón reaċt agam, aċt a bfiréuntas [ṫig] trē ċreideaṁ Chriosd, an fírēntas [atá] ó Dhia trē ċreideaṁ:

10. Ionnus go mbiaḋ aiṫne agum air, agus ar ċumas a eiséirġe, agus ar ċumann a pheannaide, ar mbeith dam dom ċur a gcosamhlas ċroċa re na bás:

11. [Dá féuċain] an dtiucfadh díom ar éunċor, roċtain go heiséirġe na marḃ:

12. Ni hē go ráinic mē ċeana, nó go bfuilim fós ar dteaċt ċum críche: aċt atáim ag rioṫ [dfēuċáin] an dtiucfaḋ díom fós breiṫ [uirre,] do ḃríġ go rugaḋ oram ċeana re Iósa Criosd.

13. A ḋearbhráiṫre, ni measaim gur rug mē fós uirre.

14. Aċ [do nim] éin ni amáin: ar mbeiṫ dam ag dearmad na neiṫeann atá ar mo ċúl, agus ag déunaṁ mo ḋiṫċill ċum na neiṫeann atá roṁam, rioṫuim go dian ċum an ċomarṫa, do ṁian luáiḋeasa árdġárma Dē a Níosa Criosd.

15. Uime sin an méid ḋinn atá diongmhalta, bíoḋ a nintinnse aguinn: ac má tá sibh ar aṫarrac inntinne, foillseóċuiḋ Dia an ni céudna ḋiḃ.

16. Gidheadh siublam ȝ ar naḋuiġ sa ni ċum a dtangamar, do réir ton riaġla amáin, [agus] bimíd dēiminṫinn:

17. A ḋearbhráiṫre, biġiḋ re ċéile bur luċt leanṁana agumsa, agus tabhruiḋ ȝe don druing siublas do réir na heisiomlára do beirmíde ḋíḃ.

18. Oir atáid morán ag siubal, fár labhair mē riḃ go minic, agus fá a bfuilim ag gul a nois dá ṁisin dibh, gur naiṁde iad do ċroiċ Chriosd:

19. Agár ab damnuġaḋ a gcrioch deireanac: [agus] agar ab é a Ndia a mbolg, agus agá [dteid] an glóir a náire dóiḃ, noc smuáinid ar neiṫibh talmhuiḋe.

20. Ar as ar neaṁ atá ar gcombhearsáidne, * an tionad as a bfuil súil aguinn fós re teaċt an tslánaiġṫeóra, an tiġearna Iósa Criosd: *1 Cor. 1. 7. Tit. 2. 13.

21. Noċ ċruṫfeas ar gcorp truáillliġe a naṫarrac ċroṫa, ċum a déunta comċosṁuil re na ċorp glórmhar féin, trés a noibriuġaḋ lér féidir leis na huile neiṫe fós do ċur fáoi féin.

## CAIB. 4.

Ime sin a ḋearbhráiṫre gráḋacha, dá bfuil toil mo ċroiḋe, mo solás agus mo ċoróin, seasuiḋ mar so sa dtiġearna, a [ḋearbhráiṫre] gráḋaċa.

2. Sirim dathċuinġe ar Ebódias, agus guiḋim Sintiche, beiṫ deiṁintiġ sa dtiġearna.

3. Agus sirim dathċuinġe ortsa mar an gcéudna, a ċompanuiġ ċartanaiġ, cungnaim ris na mnáib, noch do rinne dicċioll maille riomsa sa tsoisgéul, agus maille re Clemens, agus ris an gcuid eile dom luċt cabarṫa, * agá [bfuilid] a nanmanna a leabar na beaṫa. * Taisbeum 3. 5. & 20. 12. & 21. 27.

4. Déunuiḋ gáirdeaċas do síor sa dtiġearna: a deirim a ris déunuiḋ gáirdeaċas.

5. Bioḋ suáimneas bur nintinne follus do na huile daóinib. [Atá] an tiġearna láiṁ riḃ.

6. Ná bioḋ ró ċúram neiṫe ar biṫ oruiḃ: ac sa nuile ni bioḋ bur niarratanuis foillsiġṫe do Dhia, a nurnuiġe agus a natċuinġe maille re breith buiḋeċais.

7. Agus coiméudfuiḋ siothcháin Dé sáruiġeas a nuile ṫuiġse, bhur gcroiḋṫe agus bur nintinneaċa a Níosa Criosd.

8. Tuilleaḋ eile a ḋearbhráiṫre, giḋ bé ar biṫ neiṫe atá fírinneaċ, giḋ bé neiṫe [atá] trómġa, giḋ bé neiṫe

[atá]

[atá] ceart, gidh bé neiṫe [atá] glan,
gidh bé neiṫe as fiu grádh, gidh bé neiṫe
ar a bfuil deaġṫeisd, má tá subáilcighe
ar biṫ, agus má tá moladh, go madh
hiad bias sib a smuáineaḋ.
9. Na neiṫe fós do ḟoġluim sibh,
agus do ġlacabhair, agus do ċúalabhair,
agus do ċonncabhair ionnamsa, déunaidh
iad: agus biaidh Dia na síoṫcána
maille ribh.
10. Agus do ġab gáirdeachas go
mór sa dtiġearna mé, do bríġ gur
éirigh díb fá deoiḋ mo ċúramsa do
beiṫ oraibh, fós an ni do bí na ċás oraibh,
aċ nać bfúarabhair ám.
11. Ni tré riaċtanas a deirim so;
óir do ḟoġluim mise beiṫ sásda sa
a staid a bfuilim.
12. As eól dam beiṫ uirísiol, agus
as eól dam beiṫ lomlán: sa nuile áit,
agus sna huile neiṫib do teagaisgeadh
mé, ré beiṫ sáiṫeaċ agus ré beiṫ ocar-
raċ, ré beiṫ líonta agus ré beiṫ a
riaċtanas.
13. Tig dhiom na huile neithe do
déunaṁ, tré Ċríosd noċ do neartuiġeas
mé.
14. Thairis sin is maiṫ do rinneabhair-
se beiṫ páirteaċ rém buáidirtse.
15. Agus fós atá a ḟios agaibh-
se a Philippiánacha, a dtosach an
tsoisgéil an tan do ḟág mé Macedónia,
nár roinn eaglus ar biṫ rium a
gcunntus tabhartha agus gabála, ach
sibhse amáin.
16. Oir [ar mbeiṫ dam] fós a
dTessalónica, do ċuireabhair ċugam uair
nó dó, fóiriġin mo riaċtanais.
17. Ni hé go bfuilim ag iarraidh
tabhartuis, as amáin ag iarraiḋ to-
raiḋ ro líonmhar ċum bur gcunntaise.
18. Fuáir mé a nois na huile neiṫe,
agus atá mo ṫeannsáiṫ agam: do lío-
nadh mé ar nglacadh dam ó Epaphro-
dítus na neiṫe [táinic] uaibhse an
baladh deaġbhalaidh, an iodhbairt taitne-
maċ, ar a bfuil gean ag Dia.
19. Agus fóirfidh mo Dhiasa gaċ
uile riaċtanas dá mbia oraibhse, do réir
a shaidbhris maille ré glóir, a nÍosa
Críosd.
20. Agus glóir do Dhia, agon ar
naṫair go saoġal na saoġal. Amén.
21. Beannaiġiḋ sibh gaċ uile naoṁ a
nÍosa Críosd. Beannaid na dearbhraiṫre
atá um ḟoċair a mbeannas ċugaibh.
22. Beannaid na naoim uile a mbeannas
ċugaibh, agus go mórmhór an dream atá
do luċt tiġe Shéusair.
23. Grása ar dtighearna Íosa
Críosd maille ribh uile. Amén.

# EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA GCOLOSSIANACH.

## CAIB. I.

POl absdal Íosa Criosd tré
toil Dé, agus an dearbhra-
thair Timotéus,
2. Chum na náomh agus
na ndearbhráthar ndíleas a Níosa Cri-
osd, a gColosse; Grása maille ribh,
agus síothcháin ó Dhia athair, agus ón
dtighearna Íosa Criosd.
3. Beirmid a bhuidhe re Dia, agus
ré hathair ar dtighearna Íosa Criosd,
ag déunamh urnaighe do shíor ar bhur
sonsa:
4. On trath fá gcualamar iom-
rádh bhur gcreidimh a Níosa Criosd,
agus bhur ngrádh do na huile náomhaibh:
5. Ar son na muinighne atá ar na
cur a gcoiméud bhur noirchill ar neamh,
agá bhfuarabhair a tuarasgbháil roimhe,
a mbréithir firinne an tsoisgéil,
6. Noch táinic chugaibhse, commaith
ris an ndomhan uile: agus do bheir
toradh úadha, mar do bheir bhur measg-
sa ón lá fá gcualabhair agus fá bhfúa-
rabhair eólas ar grás Dé go firinneach.
7. Amhail fós do foghlaim sibh ó
Epaphras ar gcomhsearbhfoghantaidh
grádhach, noch atá ar bhur sonsa na
mhinisdir dhíleas ag Criosd.
8. Noch fós do foillsigh dhúinne bhur
ngrádhsa tréas an Spiorad.
9. Uime sin ón lá fá gcúalamar,
ní sguirmid dá beith ag urnaighe ar bhur
son, agus ag athchuinghe sibhse do beith
líonta déolas a thoileasion, a nuile
eagna agus thuigse sbioradalta;
10. Ionnus go siubalfadh sibh mar
as cubhaidh don tighearna, maille ré na
toil do dhéunamh sna huile neithibh, ag
tabhairt toraidh uaibh sa nuile dheaghobair,
agus ag fás a neólas Dé:
11. Ar bhur neartughadh maille ris
a nuile neart tré na chumas glórmhar-
san, chum na huile foighide agus fu-
laing maille ré gáirdeachas:
12. Ag breith buidheachais ris a na-
thair, noch do rinne sinne iomchubhaidh chum
coda doighreas na náomh sa tsoillse.
13. Noch do shaor sinn ó chumhachtaibh
an dorchadais, agus do atharruigh sinn
go rioghachd a mhic ionmhuin féin:
14. Ion a bhfuil an fúasgladh againn
tré na fhuil, [eadhon] maithmheachas na
bpeacadh.
15. * Noch atá na iomháigh don Dia *Eabhr. 1.
dofhaicsionach, na chéidghin na nuile chrea- 1. 3.
túir:
16. * Oir is leisean do cruthaigheadh *Eoin. 1. 3.
na huile neithe, noch atá ar neamh agus
ar talamh, sofhaicsionach, agus dofhaic-
sionach: mas arddchaithreacha iad, nó ti-
ghearnais, nó úachdaránas, nó cumhachta,
as leision, agus ar a sonsan do cru-
thaigheadh iad uile.
17. * Agus atá féin roimh na huile *1 Cor. 8. 6.
neithibh, agus is trídsion seasaid na Eoin. 1. 3.
huile neithe a bhfochair a chéile.
18. Agus as eision ceann cuirp na
heagluise: * agar ab é an tosach é, *1 Cor. 15.
an chéidghin ó marbhaibh, chum airdcheannas 20. Taisb.
do beith aige ós cionn na nuile. 1. 5.
19. Oir do togh an tathair a nuile
iomláine do chomhnuidhe ann san:
20. Agus na huile neithe do dhéu-
namh réidh ris féin trídsion, ar ndéu-
namh síothchána tré fhuil a chroiche sean,
mas ar talamh iad no ar neamh.
21. Agus sibhse do bhí a nallódh
bhur

bur gcoimhightheachaibh agus bur naimhdibh, an bur nintinn tré dhrochoibrighibh, do réidhigh sé a nois dóibh,

22. A gcorp a ḟeóla féin, tré bhás: ċum bur ndéunta naomhṫa glan, agus neimhċiontaċ na ḟiadhnuise féin:

23. Má ċomhnuighenn sibh go fonnda-meinteċ daingean sa gcreideamh, gan beiṫ dhibh ar bur naṫrughadh ó ṁuinighin an tsoisgéil do ċualabhar, [agus] do rinneadh seanmóir dá gaċ uile ċréatúir atá fói neamh, dá bhfuilimse Pól am mi-nisdir.

24. Noċ do ní a nois gáirdeaċas ann sna neiṫibh ḟulaingim ar bur sonsa, agus ċoimlíonas fuigheall buáidheartha Chriosd am ḟeóil, ar son a ċuirpsion, eadhon a neaglais:

25. Dá ndearnadh minisdir dhíom, do réir ḟeadhmannuis Dé, tugadh dam bur dtaobhsa, ċum bréiṫre Dé do ċoim-líonadh.

*Rómh 16. 25. Ephes. 3. 9. 26. * An rúndiamhair do bí folaig-ṫe ó ṫús an domhain, agus ó ré na sin-sear, as a nois atá ar na ḟoillsiughadh dá naomhaibhsion,

27. Dár ṫogh Dia a ḟoillsiughadh, créd é saidhbhreas glóire an rundia-mhairse a measg na gcineadhaċ, agán ab é Criosd é bur measgsa, muinighin na glóire:

28. Noċ do nimíone seanmóir, ag tabhairt rabhaidh dá gaċ duine, agus ag teagasg gaċ duine, sa nuile eagna, ċum gaċ duine do ṫabhairt a láṫair iomlán a Níosa Criosd:

29. A ní ċum a bhfuilimse ag déunamh saoṫair, ar mbeiṫ dam ag sdáirín do réir mar oibrigheas a oibriughadhsan ionnam go ċumasaċ.

---

CAIB. 2.



Oir do bhéarainn leam go mbiadh a ḟios agaibh, créd é méud mo ċoimhliong ar bur sonsa, agus ar son na druinge atá a Laodicéa, agus ar son na méide naċ bhfacadar maghaidh sa bhfeóil:

2. Ionnus go mbiadh sólás ag a gcroidheaibh ar mbeiṫ dóibh dluṫuighṫe ré ċéile a ngrádh, agus a nuile saidhbhrios sáirdeimhnighṫeaċ tuigse, ċum eólais rún-diamhra Dé eadhon a naṫar, agus Chri-osd;

3. Ann a bhfuilid na huile ionnmusa eagna agus eólais folaighṫe.

4. As a deirim so, deagla go mealla-fadh éunduine sibh ré hóradh briaṫar:

5. Oir biodh naċ bhfuilim bur láṫair sa gcolainn, giodheadh atáim bur láṫair sa sbiorad, ag déunamh gáirdeaċais agus ag féuċain bur nórduighṫe, agus daing-ne bur gcreidimh a gCriosd.

6. Uime sin amhuil do ġabhabhair an tighearna Íosa Criosd ċugaibh, siubhluidh ann-san:

7. Ar mbeiṫ dhibh ar bur bfréumhu-ghadh agus ar bur bfollamhnughadh ann, agus ar bur ndaingniughadh sa gcrei-deamh, do réir mar do teagasgadh sibh, ag líonadh ann dibh maille ré breiṫ buidheaċais.

8. Tabhraidh bur naire ribh, naċ meall-fuidh éinneaċ sibh tré ḟeallsamhnas agus tré mhealltóireaċt díomhaoin, do réir ṫráiduighe na ndaoine, do réir ċéudto-suighṫe an domhain, agus ní do réir Chriosd.

9. Oir atá a nuile iomláine dhiadh-aċta na ċomhnuidhe ann-san go corpar-ṫa.

10. Agus atá sibhse ar bur lom-líonadh annsan, noċ as ceann don uile uaċ-daránaċt, agus do na huile ċumaċtaibh.

11. Ann a bhfuiltí mar an gcéudna timċillghearrṫa, ré timċillghearradh naċ láimhdhéunta, ag cur ċuirp pheacadh na feóla dhibh, tré timċillghearradh Chriosd.

12. Ar mbeiṫ dibh adhluicṫe maróin ris tré baisdeadh, ann a ndearnabhar eis-éirghe fós maróin ris tré ċreideamh oibre Dé, do ṫóg é suas ó marbhaibh. * Rómh. 6. 9.

13. * Agus do aiṫbheóduigh sé sibh-se maille rision, ar mbeiṫ dhibh marbh a bpeacaidhibh, agus a neimhṫimċillghearradh bur bfeóla, ag maiṫeamh a nuile peacadh dhibh; *Ephes. 2. 1.

14. Ar

14. Ar scrios sgribhinne na norduighe do bhí ar naghaidh dhó, agus do bhí contrardha dhúinne do tóg sé as a slighe í, agá greamadh don chroich:

15. Ag fáobhadh na nuachtaránach agus na gcumhach dhó, do thaisbéin sé go follas [iad] ar ndul dhó ann féin go caithréimeach ós a gcionn.

16. Uime sin ná damnuigheadh éinneach sibh ar son bídh ná dighe, ná dtaobh láe féile, ná rán ré nuáidh, ná a dtaobh na sabóideadh:

17. Nach bhfuil ach na sgáile do na neithibh atá chum teacht: acht is le Criosd an corp.

18. Ná mealladh éunduine sibh, a numhlas inntinne agus a dtabhairt onóra dainglibh, dá sáthadh féin sna neithibh nách bhfacaidh sé riamh, ar na lionadh go díomhaoin ré hinntinn a cholla féin:

19. Agus nach cconghmann sé an ceann, as a bhfaghann an corp uile, ar mbeith dhó gan uiresbaidh dlúthuighthe ré chéile tré altuibh agus tré choimhcheangaltuibh, fás tré fhás Dé.

20. Uime sin má fuarabhair bás má rón ré Criosd, ó chéudtosuighibh an domhain: créd fá bhfuil sibh mar dhaóinibh caithes a mbeatha sa tsaoghal, ag leanmhuin dórduighthibh,

21. Ná bean ris, na blais, na láimhsigh?

22. Noch téid uile a dtruáilleadh ré na gcleachtadh, do réir aitheantadh agus teagaisg na ndaóine.

23. Neithe agá mbí cáil eagna orrtha, sa tseirbhís chumuid dhaóine úatha féin, agus a numhlas inntinne, agus a neamhchoigilt an chuirp, ní a nonóir ar bith do sásadh na colla.

## CAIB. 3.

Uime sin má dheiséirghe sibh má rón ré Criosd, iarraidh na neithe atá shúas, sa nionad ann a bhfuil Criosd na shuidhe ar deis Dé.

2. Bíodh bhur nairé sna neithibh atá shúas, agus ní sna neithibh atá ar talamh.

3. Oir atá sibh marbh, agus atá bhur mbeatha folaighthe má rón ré Criosd a Ndia.

4. An tan foillseóchar Criosd, ar mbeathaine, foillseóchar sibhse fós an tan sin a nglóir má ráon ris.

5. Uime sin clóidhigh bhur mbaill talmhaidhe, * foriodhacas, neimhghloine, fonn collaidhe, aimmian, agus saint noch as iodhaládhradh: *Ephes. 5. 3.

6. Tré na ttig díoghaltus Dé ar chloinn na heasumhlasa.

7. Ann a rabhabhairse fós ag siubhal a nallód, ar mbeith dhibh ag caitheamh bhur mbeatha ionnta.

8. As a nois cuiridh uáibh na neithesi uile, fearg, buirbe, droichmhéin, comhrádh salach as bhur mbéul.

9. Na déunuidh bréug ré chéile, ó chuireabhair an tsenduine dhibh maille ré na gníomhartuibh:

10. Agus ó chuireabhair an duine núadh iomuibh, noch atá ar na athnúadhughadh a neólas, do réir iomháighe an tí do chrúthaigh é:

11. Mar nách bhfuil Gréugach agus Iúduighe, timchillghearradh agus neamhthimchillghearradh, duine barbartha agus Scitian, dáor agus sáor: ach Criosd na uile agus ann sna huilibh.

12. Uime sin cuiridh iomuibh, mar [chloinn] toghtha náomhtha ionmhuin Dé, inighe trócaire, cáoine, umhlas inntinne, ceannsas agus foighid:

13. Ag tabhairt iomchair dhá chéile, agus ag maitheam dhá chéile, má tá gearán ag neach a nadhaigh ar oile: amhuil tug Criosd maitheamhnas dibhse, go madh hamhluidh sin [dhéunas] sibhse.

14. As ós cionn na neithesi uile, [bíodh agaibh] carrthanas, noch as coimhcheangal diongmháltasa ann.

15. Agus bíodh síothcháin Dé ag riaghlughadh bhur gcroidheadh, chum a bhfuilti fós ar bhur ngairm a

a naoinchorp: agus bighidh buidheach.
16. Bíodh briathar Chríosd na
comhnuidhe ionnuibh go saidhbhir sa
nuile eagna: dá bhur múnadh agus
dá bhur dteagusg féin a salmuibh,
agus a bhfonnuibh molta Dé, agus a
gcaintcibh spioradálta, ag déunamh
ceóil don tighearna ann bhur gcroidh-
tibh maille ré grás.
* 1 Cor. 17. * Agus gidh bé ar bith ni
10. 31. dhéuntáoi, a mbreithir nó a ngníomh,
[déntar iad] uile a nainm an tighear-
na Íosa, ag breith bhuidheachais
dibh ré Dia agus an tathair, tríd-san.
* Ephes. 5. 18. * A mná, bighidh umhal do bhur
22. Tit. 2. 5. bhfearaibh, mar is cubhaidh sa dti-
1 Phead. 3. ghearna.
1. 19. * A fhíora, gráduighe bur mná,
* Ephes. 5. agus ná bighidh searbh dóibh.
25. 20. * A chlann, bighidh umhal do
* Ephes. 6. bhur naithribh agus do bur máithribh
1. sna huile neithibh: óir as mór grás an
tighearna air so.
* Ephes. 6. 21. * A aithreacha, na brosduighe bur
4. gclann chum feirge, deagla a meisnighe
do chur ar gcúl.
* Ephes. 6. 22. * A sheirbhfhoghantuighidh,
5. Tit. 2. 9. bighidh umhal sna huile neithibh don
druing is maighisdride oruibh do réir
na feola, ni a seirbhis súl, mar luchd
do ni toil na ndáoine, ach maille ré
neamhurchóid croidhe, ar mbeith eaglach
dhibh roimhe Dhia.
23. Agus gidh bé ar bith ni do
ni sibh, déunuidh é ó chroidhe, amhuil
don tighearna, agus ni do dháoinibh:
24. Ar mbeith a fhios aguibh, go
bfuighe sibh ón dtighearna luáidheacht oi-
dhreachta: óir as don tighearna Críosd
do ni sibh seirbhis.
25. Ach gidh bé ni eugcóir, do gheu-
buidh sé luach sháoithir na heugcóra do
* Rómh. 2. rinne sé: * agus ni bfuil feuchain do
11. Ephes. pearsuinn seach a chéile.
6. 9.

Caib. 4.



Mhaighisdirighe, déunuidh
cóir agus comhthrom ré
bhur seirbhfhoghantuighibh:
ar mbeith a fhios aguibh,
go bhfuil maighisdir a-
guibh féin mar an gcéudna ar neamh.
2. Bighidh buan a nurnaighe, ag faire * Lúc. 18. 1.
innte maille ré breith buidheachais. 1 Tessal. 5.
3. * Ag urnaighthe mar an gcéud- 17.
na agus ar soinne, chum Dé dfosgladh * Ephes. 6.
dorais na hurlabhra dhúinn, as go lai- 19. 2 Tess.
beórmais rúndiamhair Chríosd, tré a 3. 1.
bfuilim fós a gcuibhrighthibh:
4. As go bfoillseóchuinn í, amhuil as
cóir dam labhairt.
5. * Siubhluidh go heagnuidhe a * Ephes. 5.
dtáobh na druinge atá a muigh, ar 15.
mbeith dhíbh ag fuasgladh na haim-
sire.
6. Bíodh bhur gcomhrádh do ghnáth
grásamhuil, ar na thumadh a salann:
ionnas go mbiadh a fhios aguibh cion-
nas as cóir dhíbh gach áon do fhrea-
gra.
7. Foillseóchuidh Tichicus dear-
bhráthair grádhach, agus minisdir
dileas, agus chomhsheirbhfhoghan-
tuidhe sa dtighearna, mo chúrsa uile
dhíb:
8. Noch do chuir mé chuguibh fá
a nadhbhar chéudna, ionnus go mbiadh
a fhios aige créd as cor dháoibh, agus
go dtiubhradh furtacht dá bur gcroidh-
tibhse:
9. Má ráon ré Honesimus dear-
bhráthair dileas grádhach, noch as
dibh féin. Foillseóchuid dhíb na huile
neithe atá ann so.
10. Cuiridh Aristarchus mo choim-
phríosúnach beatha agus sláinte chu-
guibh, agus Marcus bráthair Bhár-
nabais agá bhfuarabhair áitheanta
dhá tháobh: má thig sé chuguibh,
gabhuidh leis.
11. Agus Íosa dá ngoirthear
Iustus, noch as don timchillghear-
radh: a siad amháin mo luchd cungan-
tasa

tasa do ċum ríoġasa Dé, [agus] a siad bá furtas dam.

12. Cuiriḋ Epaphras seirbhfoġantuidhe Chriosd noċ is dibh féin beannas ċugaibh ag déunamh sbárrna do shíor a núrnuighthib ar bur son, ċum seasda dhib go diongmhálta agus líonta a nuile ṫoil Dé.

13. Oir do ním dfiadhnuise ris, go bfuil ferghrád aige dhibse, agus do lus Laodicéa, agus do lus Hierapólis.

14. Cuiriḋ Lucás an liaiġ gráḋaċ, agus Démas, beannas ċuguib.

15. Beiriḋ beannas ċum na ndearbhráṫar atá a Laodicéa, agus chum Nimpháis, agus ċum na heglaise atá ann a ṫiġ.

16. Agus an tan léiġfighther a neipistilse eadruibh, tuguiḋ fá dera a léaghadh mar an gcéudna a neglais na Laodiceánach: agus léighidhse fós a neipistil ó Laodicéa.

17. Agus abruidh ré hArchippus, tabhair haire leas fán miniostrálas fuair tú sa dtiġearna do coimlionaḋ.

18. Beta agus sláinte [ċugaibh] ré mo láimse Pól. Bíoḋ cuimhne agaibh ar mo ġéimleaċaib. Grása maille ribh. Amén.

# Ceud epistil Phoil Absdail chum na dtessalonicanach.

## Caib. 1.

Pol agus Silbhánus agus Timotéus chum eaglaise na dTessalónicanach a nDia atar, agus sa dtighearna Iosa Criosd. Grása maille ribh agus siotcháin ó Dhia ar nathair, agus ón dtighearna Iosa Criosd.

* Phil. 1. 4. 2. * Beirmid buidheachas ré Dia do ghnáth ar bhur son uile, dá bhur gcoimhmeadh ann ar núrnaighthibh:

3. Gan sgur dá beith ag coimhmeadh bhur nobair chreidimh agus saothar carrthanaise, agus foighide [bhur] ndóthchais ann ar dtighearna Iosa Criosd, a bfiadhnaise Dé eadhon ar nathar.

4. Ar mbeith fios bhur dtoghasa againn, a dhearbhráithre as ionmhuin ré Dia.

5. Oir ni a mbréithir amháin do bhí ann soisgéul do rinneamar a seanmóir dóibhse, acht a gcumhachd mar an gcéudna, agus sa Spiorad naomh, agus a láindearbhthas: do réir mar as aithnidh dhíbh an gléus ann a rabhamar bhur measg ar bhur son.

6. Agus do rinneabh lucht leanmhana dhúinne agus don tighearna dhibh, ar ngabháil na breithre chugaibh a mbuáidhirt móir, maille ré gáirdeachas an Spioraid naoimh:

7. Ionnas go rababhair bhur neisiompláiribh don mhéid agá bhfuil creideamh a Macedónia agus a Nacháia.

8. Oir do clos fuáim bréithre an tighearna uáibhse amach, ni hé amháin a Macedónia agus a Nacháia: acht fós leathnaigh bhur gcreideamh a nDia sa nuile áit mar an gcéudna, ionnas nách bfuil na riachdanas oruinne ein labhairt.

9. Oir foillsighid féin oruinn, cionnas do chuámar a steach chugaibhse, agus an gléus ar ar fill sibhse ó iodhalaibh chum Dé, chum seirbhise do dhéunamh do Dhia beó fírinneach:

10. Agus chum fanmhain ré na mhac ó neamh, noch do thóg sé súas ó marbhaibh, [eadhon] Iosa, shaóras sinne ón bfeirg atá chum teachda.

## Caib. 2.

Oir atá a fios agaibh féin, a dearbhráithre, nár dhiomhaoin ar ndul a steachne chugaibh:

2. Acht fós ar bfulang dhúinn roimhe, agus tar éis ar masluighthe * a bhFilippi, do réir mar as aitnidh dhibhse, do rinneamar dánas as ar nDia féin ré soisgéul Dé do seanmóirughadh dhibhse maille ré hiomad spárna. * Gniom. 16. 22.

3. Oir ni raibh ar dteagasgne tré meallthóireacht, ná tré neamhghloine, ná tré cheilg:

4. Acht amhail fuáir Dia diongmhála ionnainn ré cúram an tsoisgéil do chur oruinn, as dá réir sin labhramaoid, ni mar dhaoinibh do ni toil na ndaoineadh, acht [toil] Dé, dhearbhus ar gcroidhthe.

5. Oir ni dearnamar riamh sliomadóireacht

ddóiṁes briaṫar, mar as aiṫniġ dhibse, na leiṫsgéul sainte: [atá] Dia dfiaḋnuise [sinn].

6. Agus nior iarramar glóir ó ḋaóinib, ná uáibse, ná ó ḋaóinib eile: bioḋ gur bféidir linn trom do léigen [oruibse,] mar abstalaiḃ Chriosd.

7. Aċ do bámar caóin bur meósg.

8. Agus amhail do ḃiaḋ buime ag altrom a cloinne, is mar sin, ar mbeiṫ ḋuinne fonnmhar ionnaibse, bá mian rinn ní hé amháin soisgéul Dé do roinn ribh, aċ ar nanmanna féin mar an gcéudna, do ḃriġ go rabhabhar diograisaċ dúinn.

9. Oir as cuimain lib, a dearbraiṫre, ar saoṫair agus ar nanshógh: óir ar mbeiṫ dúinn ag déunamh saoṫair * do ló agus doiḋche, deagla ar dtrom do léigen ar éundaoine agaibhse, do rinneamar soisgéul Dé do seanmóir dáoib.

* Gniomh. 20. 34. 1 Cor. 4. 12. & 2 Tessal. 3. 8.

10. As fiaḋnuisighe sibse agus Dia creód é a naóṁṫa, agus a ċomṫruime, agus a neimlochtaiġe do iomċramar sinn féin eadruibse an druing ċreideas.

11. Mar as aiṫniġ dhib cionnas do bimis ag teagasg agus ag furtaċt agus ag guiḋe gaċ aóin fó leiṫ agaibh, amhail [do dhéunaṁ] aṫair ré na ċloinn,

12. * Ionnus go siubalfaḋ sibh go cubaiḋ do Dhia, noċ do ġoireas sibh ċum a ríoġaċta agus a ġlóire féin.

* Ephes. 4. 1. Phil. 1. 27. Col. 1. 10.

13. Ar a naḋbharsin, bimidne mar an gcéudna gan sgur ag breith buiḋeaċais ré Dia, do ḃriġ ar ngabáil bréiṫre Dé ċugaibh noċ do ċúalabhar uáinne, gur ġabhabhar ċugaibh é, ní mar bréiṫhir dhaóinna, ach (do réir mar atá sé go firinneaċ) mar bréiṫhir Dé, noċ fós oibriġeas ionnaibse an druing ċreideas.

14. Oir a dearbraiṫre, do rinneaḋ dhibse lus leanmana eaglaiseadh Dé noċ atá a dtir Iudaiġe a Niosa Criosd: do ḃriġ gur fulaing sib na neiṫe céudna ó bur lus éintire féin, amhail [do fulaingeadarsan] ó na Iúdaiġib:

15. Noċ fós do ċuir an tighearna Iosa ċum báis, agus na fáiḋe do bí aca féin, agus do rinne géirleanmhuin oruinne: agus naċ dtaitnean ré Dia, agus atá contárrdha do na huile ḋaóinib:

16. Ag toirmeasg oruinne labhairt ris na cineaḋaċaib ċum a slánuiġṫhe, chum beiṫ dóib ag sirlionaḋ a bpeacaiġib: óir táinic a bfearg orrṫa go siorruiḋe.

17. Agus ar mbeiṫ dhúinne dealuiġṫe rib a dearbraiṫre, ar feaḋ tamaill big, a bpearsainn, ní a gcroiḋe, as móiḋe do rinneamar diṫċeall é ċum bur naiġṫe dfaicsin maille ré hiomaḋ miana.

18. Uime sin bá mian rinn teaċt ċugaibh, (mise Pól go háiriġe) uáir no dhó, ach do chuir Sátan toirmeasg oruinn:

19. Oir creód i ar ndóċas, nó ar ngáirdeaċas, nó ar gcoróin ġlóire? a né naċ sibse [iad] a bfiaḋnuise ar dtiġearna Iosa Criosd, agá ṫeaċt?

20. As sib go deimhin ar nglóir agus ar ngáirdeaċas.

---

## CAIB. 3.

AR a naḋbharsin ó nár bféidir linn congmáil oruinn ní búdh faide, do connċas dúinn gur bindéunta ar bfagbáil a Náṫens ar naónar.

2. Agus do ċuireamar Timotéus ar ndearbraṫair, agus minisdir Dé, agus ar bfear cabarṫa a soisgéul Chriosd, ċum sibse neartuġaḋ agus do ṫeagusg do ṫaób bur gcreidim:

3. Ionnus naċ biaḋ éundune agaibh sobogṫa sna buáiḋearṫaibse: óir atá a fios agaibh féin gur hórduiġeaḋ sinn ċuige so.

4. Oir an tan do bámar bur bfoċair, dinnseamar dhib roim láim, go néireóċaḋ buáiḋirt dúinn, do réir mar ṫárla, agus atá a fios agaibhse.

5. Ar a nadhbharso, ó nár bhféidir leamsa congmháil oram ní budh faide, do chuir mé [eision] chugaibh, chum feasa bhur gcreidimh dfagháil, deagla gur chuir an cathuigheóir cathughadh oraibh a gcás ar bith, agus go mbiadh ar sáothairne dío-mhóin.

6. As a nois go déigheanach, ar dteasd do Thimotéus uáibhse chugainne, agus ar dtabhairt dheagh-theisde ar bhur gcreideamh agus ar bhur ngrádh dhuinn dó, agus go bhfuil deaghchoimhne aguibh oruinn ar mbeith dhibh do shíor fonnmhar ar sinne dfaicsin, amhuil atámuidne fós ribhse.

7. Dá bhrígh sin a dhearbhráithre, fuaramar furtachd bhur dtáobh ann ar nuile buáidhirt agus riachtanas, tré bhur gcreideamh:

8. Oir atámaoidne a nois beó, dá seasaidh sibhse sa dTighearna.

9. Oir creud é an buidheachas as féidir linne do thabhairt mar mhalairt do Dhia ar bhur sonsa, do bhrígh a nuile gháirdeachais ré a ndéunmaoid gáirdeachas tribhse a bhfiadhnaise ar Ndé féin,

10. Dá iarraidh dathchuinghe go ro dhithchiollach do ló agus doidhche bhur nadhaigh dfaicsin, agus uireasbhaidh bhur gcreidimh do leasughadh?

11. Agus go dtreóruighe Dia féin eadhon ar nathair, agus ar dtighearna Iósa Críosd sin sa slighe dhiring chugaibhse.

12. Agus go méuduighe an tighearna sibh, agus go dtugaidh fó dheóidh dhíbh lionadh a ngrádh dá chéile, agus do na huile dhaoinibh, do réir mar atámaoidne fós dibhse.

* 1 Cor. 1. 8. Caib. 5. 23. 13. * Chum bhur gcroidheadh do dhaingniughadh neimhciontach a náomhthachd a bhfiadhnaise Dé eadhon ar nathar, a dteachd ar dTighearna Iósa Críosd maille ré na uile náomhaibh.

# caib. 4.

uilleadh eile a dhearbhráithre, guidhmid dimpidhe agus dathchuinghe oraibh tré an dTighearna Iósa, sibh teachd ar bhur nadhaigh ní sa mó ná céile, do réir mar fuarabhar uáinne an gléus agus ar cóir dhaoibh siubhal, agus toil Dé do dhéunamh.

2. Oir atá a fhios agaibh creud iad na haitheanta tugamar dhaoibh tré an dTighearna Iósa.

3. Oir as í so toil Dé, sibhse do beith náomhtha, ionnus go seachnochadh sibh sdriopachas:

4. Agus fios do beith ag gach aon agaibh ar a soithech féin do chongmháil a náomhthachd agus a nonóir:

5. [Agus] ní a bhfonn ainmiánach, amhuil [do nid] na cinidheacha, ag nach bhfuil eólas Dé.

6. Gan leathtrom ná mealladh do dhéunamh [déinidh] ar a dhearbhráthair, óir do ní Dia dioghaltus sna neithibhse uile, do réir mar a dubhramar cheana ribh, agus do rinneamar fiadhnaisi.

7. Oir ní chum neimhghloine do ghoir Dia sinn, achd chum náomhthachda.

8. As a nadhbharsin an tí chuireas a neimhsuim [na neithesi,] ní a nduine atá neimhsuim aige as a Ndia, noch fós tug dhúinne a sbiorad náomhtha féin.

9. As a dtáobh grádh bráithreamhuil ní bhfuil sibhse a riachtanas sgríobhadh chugaibh: * óir do teagaisgeadh sibh ó Dhia, chum a chéile do ghrádughadh. * Eoin. 13. 34. & 15. 12.

10. Agus fós do nithí an ní céudna do na huile dhearbhráithribh ar fedh na Macedónia uile. Guidhmid iarrmaoid dathchuinghe oraibh a dhearbhráithre, teachd ar bhur nadhaigh ní sa mó ná céile:

11. Agus bhur ndithchiol do dhéunamh ré beith ciúin, agus ré bhur ngnothaighibh féin do dhéunamh, agus ré saothrughadh dhíbh ré bhur lámhaibh féin, do réir na naitheantadh thugamairne dhíbh:

12. Chum sibh féin diomchar go

cubhaidh a dtaobh na druinge [atá] don
taobh amuigh, agus ionnus nách biadh easbhuidh éinneithe oruibh.
13. Agus a dhearbhráithre, ni háill
lem aineolas do bheith oruibh a dtaobh na
muintire atá na gcodladh, ionnus nach
déunadh sibh doilgheas, mar an dream ag
nách bhfuil muinighin.
14. Oir má chréidmid go bhfuair
*1 Cor.15. Iósa bás agus gur eiséirghe sé, * as
23. amhluidh sin fós bhéuras Dia an drung
chodlus a Niósa, maille ris.
15. Oir a deirmid so ribh a mbréithir an tighearna, nách rachmuidne an lucht
atá beó, do fáigheadh go teacht an tigherna, roimh an luchd atá na gcodladh.
16. Oir tiucfaidh an tighearna féin
a nuas ó neamh, maille ré gáir, ré guth a
*1 Cor.15. narchaingil, agus * ré stoc Dé: agus
52. eireóchuid na mairbh a gCriosd ar tús.
17. Na dhiaigh sin inne fuighfighear
beó, fuaideóchar suas sinn maille riu-
san sna néulluibh, chum teagmhála don
tighearna sa naiéur: agus mar sin
biam ga síorruidhe a bhfochair an tigher-
na.
18. Uime sin tuguidh furtachd dhá
chéile ris na briathruibhse.

CAIB. 5.

 Tidhe a dhearbhráithre, ni bhfuil
na riachtanus oruibh sgriobhadh chuguibh, a dtaobh aimsi-
readh agus móimenteadh.
2. Oir atá a sáirfios aguibh féin,
*Math.24. go dtiucfaidh lá an tighearna, mar * ga-
44. 2 Phedair 3. 10. duighe sa noidhche.
Taisbeun 3. 3. Oir an tan déurfuid siad, síoth-
3. & 16. cháin agus neambáoghal: tiucfaidh
15. sgrios obann orrtha an tan sin, mar
thig iodhana go mnaoi thorrthuidh, agus ni
bhéurfuid iád féin as.
4. Gidheadh a dhearbhráithre, ni bhfuil
sibhse a ndorchadas, ionnus go dtiucfadh
an lá sin oruibh mar ghadaidhe.
5. As clann na soillse sibh uile, a-
gus clann an laoi: ni clann do noidhche,
ná don dorchadas sinn.
6. Uime sin ná déunam codladh do
nós cháich, ach déunam faire agus biom
measárrdha.
7. Oir an dream chodlas, is ann sa
noidhche choduid siad: agus an dream ar
a mbi misge, is an sa noidhche bhid ar
misge.
8. Gidheadh sinne atá ar gcloinn ag
an lá bimid measárrdha, * ar gcur éi- * Isai. 59.
digh osa an chreidimh agus an ghrádha 17. Ephes.
iomainn, agus mhuinighne an slá- 6.16.
nuighthe mar chlogaid.
9. Oir ni chum feirge do órduigh Dia
sinn, ach chum an slánaighthe do ghnodhughadh tré ar dtighearna Iósa Criosd,
10. Noch do fuair bás ar ar son,
ionnus, mas dúsachd nó codladh dhúinn, go
mairfemis na fochair sion.
11. Uime sin teaguisgidh a chéile,
agus follamhnuighidh a chéile, amhuil do ni
sibh mar an gcéudna.
12. Agus iarrmuid dathchuinghe
oruibh a dhearbhraithre, * aithne do beith *Eabhr.13.
aguibh ar an luchd do ni saothar bhur measg, 17.
agus atá ós bhur gcionn sa dtighearna,
agus theagasgeas sibh:
13. Agus grádh ro dhióghraiseach
do beith aguibh dóibh, ar son a noibre.
Bigidh síothchánta eadruibh féin.
14. Agus guidhemid sibh a dhearbhráithre, teagusgaidh ná daoine miriaghalta:
tugaidh furtachd don lagchroidheach:
iomchraidh ris a nanbhfann: bighidh foighidheach
ris a nuile dhuine.
15. * Tuguidh ar aire nách déun éinneach * Seanráite
olc a naghaidh uilc ar dhuine ar bith: 17. 13. &
ach leanuidh an maith do ghnáth, da bhur 20. 22.
dtaobh féin, agus do thaobh na nuile Math.5.44.
ndaoineadh. Rómh. 12.
16. Bíodh gáirdeachas oruibh do 17. 1 Phedair 3.9.
shíor.
17. Bighidh ag úrnuighe gan sgur. *Lúc.18.1.
18. Beiridh buidheachas sna huile nei- Coloss.4.2.
thibh: óir a si sin toil Dé a Niósa
Criosd bhur dtaobhsa.
19. Ná múchaidh an spiorad:
20. Ná tuguidh neamhshuim a bhfáidheadóireacht.

21. Dearbhuidh na huile neithe: cong-
mhuidh an ni [bias] maith.
22. Sechnuidh gach uile chosamhlas uilc.
23. Agus go ndéarna Dia na si-
othchána féin naomhtha sibh go hiomlán:
agus go gcoimheudthar bhur spiorad,
agus bhur nanam, agus bhur gcorp go
huilighe ó chiontuibh, go teacht ar dti-
ghearna Iósa Criosd.
24. As dilis an ti do ghoir sibh,
noch fós do dhéunas [sin.]
25. A dhearbhráithre, dénuidh úrnuighe
ar ar soinne.
26. Tegnuidh rib na dearbhráithre uile
maille ré póig naomhtha.
27. Cuirim dúalach oruibh a bhfiadh-
nuise an tighearna, a neipisdilse do
léughadh do na dearbhráithribh náomhtha
uile.
28. Grása ar dtighearna Iósa Cri-
osd maille ribh. Amén.

# Dara Epistil Phoil Absdail chum na Dtessalonicanach.

## Caib. 1.

POl agus Silbánus agus Ti-
motéus, chum eaglaise na
Dtessalónicánach, a Ndia
ar nathair, agus sa dti-
ghearna Iósa Críosd:
2. Grása maille ribh agus síothcháin
ó Dhia ar nathair, agus ón dtighearna
Iósa Críosd.
* 1 Tessal. 1. 2. 3. A tá dfiachaibh oruinn buidheachas do
bhreith ré Dia do ghnáth, ar bhur son-sa a
dhearbhráithre, mar as iomchubhaidh, do bhrígh
go bhfuil bhur gcreideamh ag fás go lí-
onmhar, agus grádh gach aoin agaibh uile
ag méadughadh dá chéile:
4. Ionnas go ndéanmaoidne féin mór-
dháil bhur dtaobh-sa a neaglaisibh Dé, ar
son bhur bhfoighide agus bhur gcreidimh
ann gach géarleanmhuin, agus gach buaidhirt
iomchras sibh;
5. Comhartha follas ar cheart bhrei-
theamhnuis Dé, ionnus go meastaoi gur
fiú sibhse ríoghachd Dé, ar son a bhfuiltí
fós ag fulang:
6. Oir as ní ceart ag Dia, malairt
buaidheartha do thabhairt don druing buaidh-
reas sibh:
7. Agus suaimhneas dibhse fhuilngeas
* 1 Tessal. 4. 16. buaidhirt maille rinne, an tan * foill-
seóchas an tighearna Iósa é féin ó neamh,
maille ré na ainglibh cumhachtacha.
8. A dteine lasarrdha, ag déanamh
dioghaltuis ar an druing ag nach bhfuil
eólas Dé, agus nách dtabhair umhlas do
shoisgéul ar dtighearna Iósa Críosd:
9. Noch ghéubhus pianús an damnuigh-
the síorruidhe, ó aghaidh an tighearna, a-
gus ó ghlóir a chumhachd:
10. An tan thiocfas sé chum glóire
dfagháil ann a naomhaibh, agus chum a
dhéunta iongantach sna huile dhaoinibh
chreideas (do bhrígh gur creideamh a bhfi-
adhnuisi do rinneamar oraibhse) sa lá
sin.
11. An tádhbhar fá ndéunmaoidne fós
urnuighe do shíor ar bhur son-sa, ionnus
go measfadh ar Ndia gur fiú an ghairmse
sibh, agus go gcoimhlíonfadh sé deagh-
thoil a mhaitheasa go huile, agus obair
an chreidimh maille ré cumhachdaibh.
12. Ionnas go ndlúthtaoi ainm ar dti-
ghearna Iósa Críosd glórmhar ionnaibhsi,
agus sibhse annsan, do réir ghrás ar
Ndé, agus an tighearna Iósa Críosd.

## Caib. 2.

AGus iarrmuid dathchuinghe
oraibh a dhearbhbhráithre, tré
theacht ar dtighearna Iósa
Críosd, agus ar gcomh-
chruinnighe chuigesion.
2. Gan bheith dhibh go hobann sobog-
tha ó nintinn [atá agaibh,] ná bheith buai-
dheartha, ó spiorad ná ó bhréithir, ná ó
litir, mar [do thiucfadh sí] uainne a-
mhuil do bhiadh lá Chríosd do láthair.
3. Ná mealladh éunduine sibh ar
ghléus ar bith: óir [ní thiucfa an lá
sin] muna dtiucfaidh tréigean ar tús,
agus go bhfoillseochar an duine peacthach,
mac an damnuighe,
4. An námhuid do áirduigheas é féin
ós cionn gach neithe dá ngoirthear Dia,
nó do nithear onórughadh: ionnas go
suighfe sé mar Dhia a dteampoll Dé,
dá chur a gcéill gur Dia é féin.
5. A né nach cuimhin libh, ar mbeith

dam fós bur bfochair, go ndubhairt mé na neitheso ribh?

6. Agus a nois atá a fhios agaibh créud is toirmeasg ann, chum a foillsighthe ann a am féin.

7. Oir atá rúndiamhair na neimhdhiaghachta ag oibriughadh cheana: amháin an tí toirmisges a nois, [cuirfidh sé toirmeasg,] nó go dtógaibhthear as lár é.

8. Agus foillseochar an tan sin an duine neimhdhiaghasin, *noch chloidhfeas an tighearna ré sbiorad a bhéil, agus sgriosfus sé ré dealradh a theachta:

* Esa. 11. 4. Osea 6. 5. Taisbeun 2. 16.

9. [Eadhon an tí] agá bhfuil a theacht ó oibriughadh Shatáin, maille ris a nuile chumhachta, agus ré comharthuibh, agus ré hiongantuibh bréige:

10. Agus maille ris a nuile mhealltóireacht eugcóruidh, a measg na druinge théid a mugha: do bhrígh nár ghabhadar grádh na firinne chuca, chum a slánaighthe.

11. Agus uime a naobharsa cuirfe Dia chuca oibriughadh brioghmhar seachráin, ionnus go gcreidfidis an bhréug.

12. Ionnus go ndaimeóntaoi an méid uile nár chreid a nfirinne, ach agá raibh a ndúil a néugcóir.

13. Gidheadh atá dfiachuibh orruinne, buidheachas do bheith do shíor ré Dia ar bhur sonsa, atá gráduighthe ón dtighearna, ar a naobhar gur thogh Dia sibh ó thosuigh chum slánaighthe, tré naomhthachd na spioruide, agus tré chreideamh na firinne:

14. Chum ar ghoir sé sibh tré ar soisgéalne, chum gnoidhighe ghlóire ar dtighearna Iósa Criosd.

15. Uime sin a dhearbhráithre, seasuidh go daingean, agus congmhuidh na toirbearta fhuarabhair, noch do múineadh dhibh, tré bhréithir nó tré ar neipisdilne.

16. Agus go dtuguidh ar dtighearna féin Iósa Criosd, agus Dia eadhon ar nathair, noch do ghráduigh sinn, agus tug [dhúinn] comhfhurtachd siorruidhe agus muinighin mhaith tré ghrás,

17. Furtachd do bhur gcroidhthibh, agus go ndaingnidhe sé sibh sa nuile bhréithir agus deaghobair.

# caib. 3.

Tuilleadh eile a dhearbhráithre, * guidhidh orruinne, ionnus go mbiadh cumhus réatha ag bréithir an tighearna, agus go ndéuntaoi glórmhar é, do réir mar [atá] agaibhse:

* Ephes. 6. 19. Col. 4. 3.

2. Agus chum sinne sáoradh ó dhrochdhaoinibh, gan fhabhas. Oir ni ag gach éinneach [atá] creideamh.

3. Gidheadh atá an tighearna dileas, noch daingneóchas, agus choiméudfus sibh ó olc:

4. Agus atá muinighin againn sa dtighearna bhur dtaobhsa, go ndéunann, agus go ndéunfa sibh na neithe aithnighmid dibh.

5. Agus go dtreóruighe an tighearna bhur gcroidhthe sa tslighe dhirigh chum grádha Dé, agus chum feitheamh go foighideach ré Criosd.

6. Agus do beirmid fógra dhibh, a dhearbhráithre, a nainm ar dtigheanna Iósa Criosd, sibh féin do dhealughadh ré gach dearbhráthair siubhlus go mírialghalta, agus ni réir an teagaisg fuair sé uainne.

7. Oir atá a fhios agaibh féin cionnas as cóir sinne leanmhuin: óir níor iomchramar sinn féin go mírialghalta eadraibhse.

8. Agus ní a naisgidh do itheamar arán ó aoinneach: ach maille ré saothar agus ré hanshógh, ag déunamh oibre do ló agus doidhche, deagla ar dtrom do léigean ar aoinneach agaibhse.

9. Ni hé nach bhfuil ughdarrás againn: as ionnus go ndéunamaois eisiomplair dhinn féin dibhse, chum sinne leanmhuin.

10. Oir fós an tan do bhámar eadraibh, do aithneamar so dhibh, eadhon má atá aoinneach ris nách áill obair do dhéunamh, ná hitheadh biadh mar an gcéudna.

11. Oir do chluinmid go bhfuilid daoine áirighe ag siubhal eadraibh go míriaghalta, nách déun obair ar bith, ach fáitear iad féin a neithibh nach bhenann riu.

12. Do

12. Do beirmid fógra dá samhuil
sin, agus iarrmuid orrtha tré ar dti-
ghearna Iosa Criosd, a narán féin dithe
dóibh, ag saothrughadh maille ré suái-
mhneas.

*Gal. 6.9. 13. Agus * ná bighidhse a dhearbhrái-
thre, tuirseach do dhéunamh maitheasa.

14. Agus má atá duine ar bith
nach dtabhair umhlas dár mbréithirne sa
neipistilse, cuiridh comharta air: agus
seachnuidh a chomhluadar, ionnus go mbiadh
adhnáire air.

15. Tairis sin, ná biodh mheas námhad
agaibh air, ach teagaisgidh é mar dhear-
bhráthair.

16. Agus go dtugaidh tighearna na
siothchána féin siothcháin dhibh do shíor
ar gach éunchor. An tighearna maille
ribh uile.

17. Beatha agus sláinte [chugaibh]
ré mo láimhse Pól, noch as comharta
ann gach éin eipistil: is mar so sgri-
obhuim.

18. Grása ar dtighearna Iosa
Criosd maille ribh uile. Amén.

ceud

# Ceud Epistil Phoil Absdail chum Timoteuis.

## Caib. I.


Ol abstal Iosa Criosd do réir órduiġe Dé ar slánaiġṫeóir, ⁊ an tiġearna Iosa Criosd, ar muiniġin.

2. Chum Timotéuis mo ṁac gráḋaċ sa gcreideaṁ: grása [maille riot,] trócaire, agus síoṫċáin ó Dhia ar naṫar, agus ó Iosa Criosd ar dtiġearna.

3. Amhuil do ċuir mé dimpiḋe ort, cóṁnuiḋe a Nephesus, ar ndul go Macedónia ḋam, ionnus go dtiubarṫá fógra uáit do ḋruing áiriġe, gan aṫarraċ teagaisg do ṫabairt uata:

*Caib. 4. 7. & 6. 4. 2 Tim. 2. 23. Tit. 1. 14. & 3. 9.* 4. * Ná ṫaire do ṫabairt do ċumadóireaċt sgéul, ná do ṡeanċuisiḃ neaṁċríoċnuiġṫe, noċ ḃrosduiġeas ceasdana ni sa ṁó na follaṁnuġaḋ diaġa tré ċreideaṁ.

5. Oir a sé as críoċ don naiṫne grádh ó ċroiḋe ġlan, agus ó ċoinsias ṁaiṫ, agus ó ċreideaṁ neaṁḟallsa.

6. Na neiṫe ó ndeaċuiḋ dream áiriġe ar seaċrán, agus do ḟilleadar ċum diomaoiniss cainte:

7. Bá mian riu beiṫ na ndoctúiriḃ an dliġe, agus fós ni ṫuigid créd a deirid féin, ná na neiṫe ḋeimhnighid siad.

8. Gideaḋ atá a ḟios aguinne gur ṁaiṫ an dliġeaḋ, dá leanuiḋ duine go dlisdeanaċ é.

9. Ar mbeiṫ ḟios so aige, nach do dhuine cheart órduighthear an dligheadh, ach don druing aindligh-theach easumhal, do dhaoinibh neaṁdhiaġa agus do ṗeacaċuibh, do ḋaoinib neamhnaoṁṫa agus neaṁġlana, do luċt fionġuile do ḋéunaṁ ar a naiṫreaċaiḃ agus ar a maiṫreaċaiḃ, do luċt dúnṁarḃṫa,

10. Do sdríopṫaċuiḃ, do ḋaoinibh mionáḋúrṫa, do ġaduiġib daoineaḋ, do ḋaoinib bréugaċa, do luċt a néiṫiġ, agus má tá ni ar biṫ eile contrárḋa do ṫeagasg ḟalláin,

11. Do réir ṡoisgéil ġlórṁair Dé beannuiġṫe, do fágbaḋ taoḃ riumsa:

12. Ar a naḋbarsin beirim buiḋeċas ris an tí do neartuiġ mé, Iosa Criosd ar dtiġearna: do ḃriġ gur ṁeas sé mo beiṫ dílis, dom ċur sa ṁinisdálaċt.

13. Ar mbeiṫ ḋam roiṁe um ḟear labarṫa blaisphéimeaḋ, agus um ḟear géirleanṁana do ḋéunaṁ [ar a neaglais,] agus um ḋuine eugcórać: aċ do rinneaḋ trócaire oram, ar a naḋbar gur tré ainḃḟios do rinne mé so ar dhiṫ creidiṁ.

14. Aċ do ṁéuduiġ grása ar dtiġearna go ro líonṁar [ionnam,] maille ré creideaṁ, agus ré grádh a Níosa Criosd.

15. As fírinneaċ an ráḋ, agus as fiu é ar gaċ éunċor gabáil ris: * go dtáinic Iosa Criosd ar a tsaoġal ċum peacaċ do slánuġaḋ, agá bfuilimse um ċeann orrṫa. *Math. 9. 13. Marc. 2. 17.*

16. Gideaḋ as uime so do rinneadh trócaire oram, ionnus go dtaisbéunfaḋ Iosa Criosd ionnamsa ar tús, a nuile ḟoiġid, ċum go mbeinn um eisiomplair don druing ċreidfeas ann, ċum na beaṫa marṫannuiġ.

17. Uime sin don Ri ṡíorruiḋe, ṁarṫanaċ, ḋofaicsiġ, don Dia atá na aonar eagnuiḋe, [go raib] onóir agus glóir, go saoġal na saoġal. Amén.

18. Fágbhuim a naithne so agad Thimotéus a mhic, do réir na bhfaidhe-dóireacht do rinneadh ort roimhe so, troid maith do ḋéunamh óṙt tríota.

19. Ar mbeiṫ creidim agus coguus maiṫ agad: noċ ar na dtréigean do ḋruing áiriġe, do longbhrisead fan ccreidem.

*1 Cor.5.5. 20. Agár ab díobh Himenéus, agus Alexandar: * noċ tug misi uáim do Shatán, ionnus ar mbeiṫ dóibh smachtuiġe, go bfoġlamaidís gan blaisphéime do labhairt.

# Cap. 2.

Uime sin teagaisgim tús gach einní, aitċeadha, guiḋe, urnaiġe, [agus] altuġadh ar son na nuile ḋaoineadh:

2. Ar son na Ríġṫe, agus ar son na nuile agá bhfuil cumhachta: chum ar mbeaṫa do ċaiṫeam go suaimhneach siochánta ḋúinn, a nuile ċráibhṫeacht agus ġensdacht:

3. Oir is maiṫ agus is geanamhuil so a bhfiadhnuise Dé ar slánaiġṫeóra,

4. Neach ar mian na huile ḋaoine ḋfórtacht, agus iad do ṫeacht chum eóluis na fírinne.

5. Oir is éin Dia [atá ann,] agus aon eidirmeadhóntóir eidir Dhia agus ḋaoinibh, [eadhon] an duine Iósa Críosd:

6. Noċ tug é féin na ḟuasgladh ar son na nuile [ḋaoineadh:] mar ḟiadhnuise a nam iomċubhaidh:

*2 Tim. 1. 11. 7. *Chum ar hordaiġeadh misi um ṡeanmóntuiġ agus um absdal, (labhruim a bhfírinne a gCríosd, ni ḋéunuim bréug) um ḟear teagaisg na gcineadhach, a gcreidemh agus a bhfírinne.

8. Uime sin as mian liom na fir do ḋéunamh úrnuiġe sa nuile áit, ag tógbháil suas a lám naomhṫa, gan feirg, gan amharus.

*1 Phead. 3.3. 9. Agus * na mná mar an gcéudna do ċur éudaiġ iomċubhaidh iompa, maille re hadhnáire agus re macántus ni re gruaig ċasda, ná re hór, ná re péurlaiġibh, ná re culaidheachaibh mórluáiġ:

10. Aċ (mar is cúbhaidh do mhnáibh ġeallus cráibhaḋ) re deaġ oibriġibh.

11. Déunaḋ an bhean foġluim a gciúnus maille ris a nuile umhlas.

12. * Oir ni ṫugaim ceud do mhnaoi teagasg do ṫabhairt uaiṫe, ná ceannas do beiṫ aice ós cionn a fir, aċ beiṫ na tost. *1 Cor.14. 34.

13. Oir a sé Adhamh do cruṫuiġeaḋ ar tús: agus na ḋiaigh sin Eubha.

14. Agus ni hé Adhamh do mealladh: as an mbeiṫ don mhnaoi ar na mealladh, a si bá ciontach re briseadh na haiṫne.

15. Giḋeaḋ slánfaiġṫear í re breiṫh cloinne, dá gcoimhniġid siad a gcreidemh, agus a ngrádh, agus a naomhṫas maille re macántus.

# Cap. 3.

As fíor fírinneach so, má atá fonn ar neach oifig Easbuig do ġlacadh, iarruiḋ sé obair maiṫ.

*Tit. 1.6. 2. * Uime sin as cóir d'easbog a beiṫ neamhloċtach, na ḟear éunmná, na ḋuine faiċilleach, measarrdha, macánta, ḋaonnaċtach, feidhm chum teagaisg:

3. Gan bheith poiteamhar a bfíon, gan beiṫ buailteach, gan dúil do bheiṫ aige a neudáil neamhġlain: ach bheiṫ ceannsaiġ, neamhċeannairceach, neamhsanntach:

4. Agus na duine riaġluiġeas a ṫiġ féin go maiṫ, agá mbí a ċlann fa umhlas maille ris a nuile ṫromġas:

5. (Oir munab eól do neoċ a ṫiġ féin do riaġluġaḋ, cionnas bias cúram eagluise Dé aige?)

6. Gan beiṫ dó na nóibhisiġe, deagla an mbeiṫ dó líonta dúabhar, go dtuitfeaḋ sé a ndamnuġaḋ an diabhail.

7. As cóir dó fós deaġteisd do

beiṫ

bheith aige ag an druing atá a muiġ: deagla go bfuigheadh sé sganail, agus go dtuitfeadh sé a ndul an diabhail.

8. Mar an gcéudna [as cóir] do na deochánuibh beith trómdha, gan a dteanguidh liom leas, gan beith ro ḟonnmhar a bfíon, ná dúil do beiṫ aca a néudáil neimhglan:

9. Ag congmháil ṡheirsiṫre an ċreidim a gcoinnsias ġlan.

10. Agus déuntar iad so do dhearbhaḋ mar an gcéudna ar tús, ná dhiaigh sin déunuid minisdrálas má ġeibhthear neimhlochtaċ iad.

11. A mná mar an gcéudna trómġa, neimhtaċaoirṫeaċ, suaimhneaċ, ionnruic sna huile neiṫib.

12. Bíodh na deocháin na bhfearuibh áon mhná, ag riaghlughadh a gcloinne agus a dtighthead féin go cúbhaidh.

13. Oir an dream do ní minisdrálas go maiṫ, gnodhuighid siad céim maith dhóibh féin, agus dánaċ mór tres an gcreideamh atá a Nósa Criosd.

14. Sgríobhaim na neiṫese ċugad, ar mbeiṫ dam muiniġneaċ ré theaċt go haiṫġearr ċugad:

15. Aċ ma nim muill ré theaċt, ċum a fheasa do bheith agad, cionnas as cóir dhuit thú féin diomchar a dtigh Dé, eadhon eagluis Dé bhí, posda agus daingean na fírinne.

16. Agus gan amharus as mór seicréid na diaghachta: do rinneadh Dia follas sa ccoluinn, do foillsigheadh é na ḟhíréun san sbiorad: do connacas é ré hainglibh, do rinneadh a sheanmóir do na cineadhachuibh, do creideadh dhó sa ssaoġal, [agus] do gabhadh súas é chum glóire.

# CAIB. 4.


ACht a deir an sbiorad go follas, * go dtréigfid drem áiriġe an creideamh sna haimsearuibh deiġeanacha, ag tabhairt aire do sbioraduib seaċránaċa, agus do ṫeagasguib deaman, *2. Tim.

2. Tré ċluáinearaċt luċt labarta na bréige, ar mbeiṫ dá gcoinnsiasuib ar na losgaḋ ré hiarann dearg,

3. Noċ ṫoirmisgeas pósaḋ, an biaḋ do seaċna, noċ do ċruthuiġ Dia ċum a chaithmhe maille ré haltuġaḋ, don druing ċreideas agus agá bfuil fios na fírinne.

4. Oir as maiṫ gaċ ni do ċruṫuiġ Dia, agus ni cóir éinni deiṫeaċ, aċ go ngabṫar é maille ré breiṫ buidheaċuis.

5. Oir do niṫear náomṫa é tré bréiṫir Dé, agus tré urnuiġe.

6. Dá gcuirid tú na neithese a gcéill do na dearbráiṫribh, biáidh tú ad ṁinisdir maiṫ Iósa Criosd, ar mbeiṫ dhuit oilte a mbriaṫruib an ċreidim, agus an teagasg maiṫ, dhár lean tú.

7. Gidheadh seaċain sgéula fábuil neimhdhiaġa, caillċúla: agus cleaċt ṫú féin ċum diaġachta.

8. Oir as beag an tarba a dtéid an cleaċtaḋ corpardha: aċt is tarbach an diaġaċt ċum na nuile neiṫean, agá bfuil gealladh na beaṫa atá a laṫhair, agus ċum teaċta.

9. As rád fírinneaċ so, agus atá sé iongabála ris ar gaċ éunċor.

10. Oir as uime do nimid saoṫhar, agus imdeargṫar sinn, do briġ go bfuil ar muiniġin a nDia bí, agar ab é as fear sáorṫa do na huile daoinib, go mórṁór don druing ċreideas.

11. Fógair agus teagaisg na neiṫese.

12. Ná bíoḋ tarcuisne ag aoinneach ar hóige, aċ bí mar eisiomplair don druing agá bfuil creideam, a mbréiṫir, a gcoimbheartáid, a ngrádh, a sbiorad,

rún, a gcreidem, [agus] a bhfíor-
glóine.

13. Go tég damsa tabhair aire do
léugtóireċt, do theagusg, [agus]
dfoirceadal.

14. Ná léig faillidhe sa dtiodhlacadh
atá ionnad, noċ tugadh dhuit trē fái-
dheadóireċt maille rē leagadh lám na sinn-
sear.

15. Smuáin ar na neitibhse, com-
nuigh ionnta: ionnus go mbiadh do teaċt
ar haghaidh follus do na huile dhaoinibh.

16. Tabhair aire dhuit féin, agus do
ṫeagusg: comnuigh ionnta. Oir dá
ndéuna tú sin, sáorfaidh tú ṫú féin,
agus an dronng éisdeas riot.

---

# CAIB. 5.

NA himdheargh seanóir, ach tea-
gaisg ē mar aṫair: [agus]
na hogánaigh mar dearbh-
ráiṫre:

2. Na mná críonna, mar máiṫre, a-
gus na mná óga, mar dhearbhṡeaṫraċa,
maille ris an uile fíorghloine.

3. Tabhair onóir do baintreabhachaibh,
noċ atá na mbaintreabhacha dá rírib.

4. Gidheadh má tá baintreabhach ar
biṫ agá bhfuil clann, no clann ċloinne,
déunaidís foghluim ar tús, an iad féin
ṫaisbéunadh go diaga ann a dtightibh
féin, agus ar malairt do ṫabhairt dá
|| dtuismigṫeóiribh: óir is ní maith
gceanamhail so a bfiadhnuisi Dé.

|| *Nó dha nathair agus da mathair.*

5. Agus an bhean atá na baintreabh-
aigh dá rírib, agus ar na fagbháil na
haonar, cuiridh sí a muinighin a Ndia,
agus comnuighe sí do ló agus doidhċe
a nguidhe agus a nurnaighib.

6. Ar an baintreabhach do bheir í
féin do macnus ar mbeiṫ dí beó, atá sí
marbh.

7. Uime sin aiṫin na neiṫesi dhíobh,
ionnus go mbeidís neamhloċtaċ.

8. Agus má atá duine éigin nać déun
soláṫar dá dhaoinibh féin, agus go
mórmhór do luċt a ṫige, do ṡéun sé an
ċreideamh, agus is measa ē ná neaċ gan
ċreideamh.

9. Togṫar baintreabhach nach bí
ní sa lugha ná trí fichid bliadhan
daois, do bí na mnaoi énfir:

10. Ar a raibh teisd maiṫ as a
deaghoibreachaibh: má rinne sí a clann doil-
leamhain, má ghlac sí daoine ar aoidheaċt, má
dionnail sí cosa na naomh, má ṫug
sí fóiriṫin do luċt anshóig, má lean sí
do gnáṫ gaċ deaghobair.

11. Ach diultaigh na baintreabha-
ċa óga: óir ar mbeiṫ dóibh macnasaċ
a naghaidh Chríosd, is mian riu pósadh:

12. Agá bfuil damnughadh na gci-
onn, do bríg gur ṫréigeadar an céud
ċreideamh.

13. Agus fós ar mbeiṫ dóibh dío-
maóin, foghlumaid siad dul fá gcuairt ó
ṫigh go tigh: agus ní hē amáin beiṫ
díomaóin, aċ biodánaċ mar an gcéudna,
agus dá rádh féin sna neitib nach
bhfeadhann riu, ag rádh neiṫeann naċ bí ion-
ráidhte.

14. Uime sin as toil leam na mná
óga, sin do pósadh, clann do breith,
aire do ṫabhairt do gnoṫaighib an tighe,
[agus] gan cionfáṫa ar biṫ do ṫabhairt
do náimhdeasóir rē labhairt go holc.

15. Oir do filleadar dream áirighe
ceana ar a nais a ndiáigh Shatáin.

16. Má atá fear nó bean don dronng
ċreideas, agá bhfuilid baintreabacha,
tugaidís dóibh fóiriṫin a riachtanus, 7 ná
bíodh a muirighin ar a neaglais, ionnus go
mbiádh go lór aice rē ṫabhairt do na fíor-
baintreabachaibh.

17. *Na sinnsir riaghluigheas go 1 Cor. 9.
maiṫ, bíodh meas orrṫa gur fiu onóir 14. Gal. 6.
dhúbalta iad: go mórmhór an luċt saoṫ- 6.
ruigheas sa mbréiṫir agus a dteagusg.

18. Oir a deir an sgriobtuir,
*ná cuir ceangal ar béul an daimh * Deut. 25.
briseas an tarbhar. Agus * as fiu 4.
an toibriġe luáċ a ṡaoṫair. * Math. 10.
10.

19. Ná gab casaoid a naghaidh sea-
nóra, gan fiadhnuisi deisi nó triúr.

20. An dream peacuigheas, imdheaigh iad
a bfiadhnuisi caiċ uile, ionnus go ngé-
ubadh eagla an cuid eile mar an gcéudna.

21. Cuirim

21. Cuirim dúalaċ ort a bfiaḋnuiſi Dé, aguſ an tiġearna Ióſa Críoſd, aguſ na naingeal toġṫa, na neiṫeſe ċoiṁéud, gan ſuim do ḃeiṫ agad a neċ ſeċ ar oile, gan ní ar biṫ ḋéunaṁ do ṗáirt go claón.

22. Ná cuir láṁa go hoban ar ḋuinneċ, aguſ ná bí páirtaċ ré peacaiḋiḃ ḋaoineaḋ eile: coṁaim tú féin glan.

23. Ná hiḃ uiſge ní ſa mó, aċh cleaſ beagán fíona ar ſon do ġaile, aguſ héugcruáſ minic.

24. Bíd peacaiḋe ḋaoineaḋ áiriġe follaſ roiṁ láiṁ, ag dul rompa chum breiṫeaṁnuiſ: aguſ leanuid a bpeacaiḋ dream eile:

25. Mar an gcéudna fóſ bid deaġoibre follaſ roiṁ láiṁh: aguſ na hoibreaċa atá ar ġleuſ eile, ní féidir a bfolaċ.

CAIB. 6.

Tugaḋ gaċ a bfuil do ſearḃḟoġantaiġeḋiḃ fói ċuing, meaſ gur fiú a maiġiſdreaġa a nuile onóir [ḋfaġáil,] ionnuſ naċ bfuiġeaḋ ainm Dé aguſ a ṫeaguſg ſganáil.

2. Aguſ an dream agá bfuilid maiġiſdreaḋa deaġċreidmeaċa, ná bioḋ tarcuiſne aca [orrṫa] do ḃríġ gur dearbráiṫre iad: aċ go maḋ móide ḋḟónaid ſeirbiſ, do ḃríġ go bfuilid ſiad deaġċreidmeaċ gráḋaċ, aguſ páirtach ſa ḋtiodlacaḋ. Múin aguſ teaguiſg na neiṫeſe.

3. Dá ḋtabruiḋ duinneċ atarrach teaguiſg úaḋa, aguſ nach ḋtaḃ. aonta do ḃriaṫraiḃ falláin ar ḋtiġearna Ióſa Críoſd, aguſ don teaguſg, atá réir diaġaſa,

4. Atá ſé uáibhreach gan fioſ áoinneiṫe aige, aſ é ar ſáobh céille a ḋtimcheall cheaſdaṅ, aguſ impeaſan focal: tré na ḋtig mioſguiſ, coṁſbóid, ancaint, droċ baramla,

5. Díoſbóireaſ ciapálaċ ḋaoineadh truáilliġ na nintinn, aguſ atá dealuiġte riſ a nfírinne, aguſ ſaoileaſ gur diaġaſ a néudáil. Dealuiġ ré na ſamuil ſin do ḋaoiniḃ.

6. Giḋeaḋ iſ éudáil mór diaġaſ, maille ré neċ a ḃeiṫ ſáſda ré na ſtaid féin.

7. Oir ní ṫugamar ní ar biṫ linn a ſaoġal, iſ follaſ fóſ naċ féidir linn éinni breiṫ aſ.

8. Uime ſin an feaḋ atá biaḋ aguſ éudaċ aguinn ar faġáil, go maḋ lór linn é.

9. Aċ an dream lér mian beiṫ ſaiḋbir, tuitid ſiad a gcaṫuġaḋ aguſ a ndul aguſ a niomad ainmian éigcéillide dioġbálaċa, noċ múċaſ daoine a ſgrioſ aguſ a milleaḋ.

10. Oir a ſé grád a nairgid préum na nuile olc: noċ ar mbeiṫ do ḋruing áiriġhe dhá ſantughadh, do chúadar ar ſeachrán ón gcreideaṁ, aguſ do chholladar iad féin thriotadh ré hiomad doilġiſ.

11. Aċ tuſa, óglaoiċ Dé, ſeaċuin na neiṫeſe: aguſ lean dfírinntaſ, do dhiaġaſ, do ċreideaṁ, do ġrád, dfoiġid, [aguſ] do ċeannſaſ.

12. Déun compac maiṫ ſa gcreideaṁ: beir greim ar an mbeaṫa marrṫanuiġ, ċum ar goireaḋ tú, aguſ ar a ndearnuid tú adṁáil maiṫ a láthair mórán dfiaḋnuiḃ.

13. Aiṫnim dhiot a bfiaḋnuiſi Dé beóḋuiġeaſ na huile neiṫe, aguſ Ióſa Críoſd noch do rinne fiaḋnuiſi [aguſ] adṁáil maith a láthair Phuinc Phioláid:

14. Na haiṫeantaſa do ċoiṁéud gan ċáid gan loċ, go teaċt ar ḋtiġearna Ióſa Críoſd:

15. Noċ foillſeóċaſ na ám féin an tí atá beannuiġṫe, eadhon an coiṁde cuṁaſaċ na ríoġ, * Rí na ríġṫeoh, aguſ tiġearna na ḋtiġearnaḋ: * Taisbeun. 17. 4. & 19. 16.

16. Agá bfuil an neaṁmarḃṫaſ na aonar, atá na ċoṁnuiḋe ſa ſoillſe náċ féidir a roċtain,* náċ bfacuid duine riam, aguſ náċ bféudann faicſin: onóir aguſ cuṁaſ ſiorruiḋe dó. Amén. * Ecsin. 1. 18. & 1 Ecsin. 4. 12.

17. Fógaḋ

17. Fógair don dream atá saidhbhir
sa tsaoghalsa, gan bheith ánmhoidhmheach,
ná a muinighin do chur a saidhbhrios
neamhbhuain, ach sa Dhia bheó do bheir dhúinne
go saidhbhir na huile neithe chum a
ccaitheamh,
18. Maith do dhéunamh, beith saidh-
bhir a ndeaghoibrighthibh, éusgaidh fá na
gcuid do thabhairt uatha, agus do roinn
maille ré cumann:
19. * Ciste chur a dtaisge ar
fhondaimeint mhaith dóibh féin, ré haghaidh

* Math. 6. 20. Lúc. 12. 33.

na haimsire atá chum teacht, chum na
beatha marthanaigh do ghnóthughadh dóibh.
20. O a Thimothéus, coimhéid an
ní fágbhadh taobh riot, [agus] seachain
ciapáil briathar neamhdhiadha gan éifeacht,
agus contrarrdhacht ghlaodhan, nách bhfuil
ach na hainm ghlaodhna.
21. Noch ar mbeith do dhroing áirighe
dá hadmháil, do chuadar ar seachrán a
dtimchioll an chreidimh. Grása maille
riot. Amen.

# Dara Epistil Phoil Absdail chum Timoteuis.

## Caib. 1.


Ol absdal Iósa Criosd tré
thoil Dé, do réir gheallamhna
na beatha, atá a Niosa Cri-
osd,
2. Go Timoteus an mac ionmhuin
gráḋa, trócaire, [ agus ] síotcháin
ó Dhia athair, agus ó Iósa Criosd ar
dTighearna.
3. Bheirim buidheachas ré Dia dá
ndénaim seirbhís ag leanmhuin luirg na
sinnsear maille ré coinsias glan, gá
chuimhne beith agam orttsa do ghnáth am
úrnaighthib do ló agus doidhche :
4. Ar mbeith dhamh fonnmhar an tusa
dfaicsin, an tan chuimhnighim ar do dhé-
uraibh, ionnus go mbéinn líonta do ghái-
rdeachas:
5. Ar mbeith cuimhneach dhamh ar an
gcreideamh neamhfallsa atá ionnad, noch
do bhí na chomhnuidhe ar tús ann do sean-
mháthair Lois, agus ann do mháthair Eu-
nice : agus is deimhin leam a beith ion-
adsa mar an gcéudna.
6. Ar a nadhbharsa cuirim a gcoim-
ne dhuit, tiodhlacadh Dé atá ionnad, tré
chur mo lámhsa ort, do bhiodhgadh suas.
7. Oir ní sbiorad eagla tug Dia
dhúinne, ach [sbiorad] cumhachta, agus gráḋ
agus sláinte inntinne.
8. Uime sin ná bíodh adhnáire ort
fá fhiadhnuise ar dTighearna, ná am tim-
chiollsa as priosúnach ar a shon : ach
bíodh do chuid agad do buáidhirt an
tsoisgéil do réir chumhachta Dé :
9. Noch do shaor sinn, agus do ghoir
Tit. 3. 5. sinn maille ré gairm naomhtha: * ní réir
ar noibrightheadh, ach réir a chinnidh féin
agus a ghrása, noc do tugadh dhúinn a
* Niósa Criosd roimh chruthughadh an * Ephes. 1.
domhain : 4. Tit. 1. 2.
10. As atá anois ar na foillsiu-
ghadh tré theacht dhealraightheach ar dTighearna
Iósa Criosd, noc do dhíbir an bás,
agus tug beatha agus neamhthruáilleadh
chum soillse trés an tsoisgéul.
11. * Chum ar hórdaigheadh misi um * 1 Tim. 2.
shearmóntuigh, agus um absdal, agus 7.
um dhoctúir na gCinneadhach.
12. An tadhbhar fá a bhfuilim ag fu-
lang na neitheannsa: gidheadh ní bhfuil adhnáire
orm. Oir atá a fhios agum cia dhár
chreid mé, agus as deimhin leam gur
féidir leis an ní dfág mé taobh ris do
choiméud fá chomhair an laoi úd.
13. Bíodh agad sompla firinneach na
mbriathar bhfalláin do chualais tú uáim-
se a gcreideamh agus a ngrádh a Nió-
sa Criosd.
14. Coiméid an taisge maith do
fágbadh agad, trés an sbiorad naomh
chomhnuigheas ionnainn.
15. Atá a fhios so agad gur
thréigeadar lucht na hÁsia uile misi :
agár ab díob [P]ingellus, agus Her-
mogenes.
16. Go dtugaidh an Tighearna tró-
caire do thigh Onesiphoruis : óir tug
sé fuarad go minic damhsa, agus níor
ghab adhnáire é fám shlábradh.
17. As ar mbeith dhó sa Róimh, do
lorg sé mé go ro dhiththiollach, agus
fuáir sé mé.
18. Go dtugaidh an Tighearna dhósan
trócaire dfágail ón dTighearna sa ló úd.
Agus atá a shárfhios agadsa, créd
é a mhéud do fhóir sé orm a Nephesus.

Caib.

## CAIB. 2.

UIme sin a ṁic, bíse láidir sa ngrás atá a Níosa Criosd:

2. Agus na neiṫe do ċúalaiḋ tú uáimse a láṫair mhoráin dfiaḋnaiseaḃ, taḃair na neiṫe céudna ré dáoinib dísle, noċ biás foirtill ar dáoinib eile do ṫeagusg mar an gcéudna.

3. Uime sin fulaingse anróḋ mar ṡaiġdiúir maiṫ Íosa Criosd.

4. Ni ċeanglaiġean éinneċ dá leanaṁ an cogaḋ ré gnoṫuiġtib na beaṫasa, ionnus go ndéanaḋ toil an ti do ṫogh é na ṡaiġdiúir.

5. Agus fós má ní dóinneċ sbáirn, ni cuirtear coróin air, muna ndearna sé sbáirn do dlisdionaċ.

6. As éigean don treabtach sáoṫar do ḋéunaṁ sul do ġeib sé na tórṫa.

7. Smuáin ar na neiṫib a deirim: agus go dtugaiḋ an tiġearna tuigsi ḋuit sna huile neiṫib.

8. Cuimniġ gur eiséirġe Íosa Criosd ó ṁarḃaib, do ṡíol Daibi, do réir mo ṡoisgéilse:

9. Ar son a bfuilim ag fulang uilc go géibeannaib, mar fear droċġníoma: giḋeaḋ ni bfuil briaṫar Dé ceangailte.

10. Uime sin iomċruim na huile neiṫe ar son na ndaoine atá ar na dtoġa, chum an tslánaiġe atá a Níosa Criosd do ġnoṫuġaḋ ḋóibsion mar an gcéudna, maille ré glóir ṡiorruiḋe.

*Rómh. 6. 5, 8. 11. * As rádh firinneċ so. Oir más bás ḋúinn na foċair, búḋ marṫuin ḋúinn mar an gcéudna na foċair:

*Rómh. 8. 17. 12. * Má ním fulang, biam a ríoġaċt mar an gcéudna maille ris: *dá séunam é, séunfa seision sinne mar an gcéudna:

*Math. 10. 33. Marc. 8. 38.

*Rómh. 3. 3. 13. * Má nác ccreidmidne, fanaiḋ seision dílis: ni féidir leis é féin do ṡéunaḋ.

14. Cuir na neiṫesi a gcuimhne [ḋóib,] agus aitin ḋíob a bfiaḋnaisi an tiġearna, gan beiṫ ag ciapáil a dtimċioll focal, gan tairbe ar biṫ, ach buaiḋreaḋ don druing éisdeas.

15. Déun diċcioll ar tú féin do ṫaisbéunaḋ ionmolta do Dhia, a tṡioṫ oibre nách ríġ a leas adnáire do beiṫ air, ag gearraḋ bréiṫre na firinne go cóimṫrom.

16. Toirmisg ciapáil briaṫar neaṁḋiaġa gan éifeaċt: óir tiucfaiḋ ar a naġaiḋ cum tuillioḋ neaṁḋhiaġaċta.

17. Agus biáiḋ a mbriaṫar ag cnóḋ mar ċancar: agá ḋíob Himenéus agus Philétus:

18. Noċ a dtaob na firinne do ċuáiḋ ar seaċrán ón gcomarṫa, ag rádh go ndeaċaiḋ a neiséirġe ṫoruinn ċeana: agus sgriosas creideaṁ druinge áiriġe.

19. Giḋeaḋ fanaiḋ foṁdameint daingean Dé ar bun, agá bfuil an séulasa, [eadhon] go bfuil fios a muintire féin ag an dtiġearna: agus gaċ aon ġoirmeas ar ainm Chriosd, seaċnaḋ sé a neuġcóir.

20. Giḋeaḋ a dtiġ mór biḋ ni hé amáin soiṫiġe óir agus airgid, aċ fós soiṫiġe croinn agus criaḋ: * cuid díob cum onóra, agus cuid eile cum neaṁonóra. *Rómh. 9. 21.

21. Uime sin dá nglana neaċ ar biṫ é féin úaṫa so, biáiḋ sé na ṡoiṫeaċ cum onóra, ar na ḋéunaṁ naomṫa, oireamnaċ don tiġearna, ullaṁ cum gaċ uile ḋeaġoibre.

22. Seaċain mar an gcéudna ainmiana na hóige: agus lean dfíréuntaċt, do ċreideaṁ, do ġráḋ, do ṡíoṫċáin, maille ris an druing ġoirmeas air an dtiġearna ó ċroiḋe ġlan.

23. * Agus seaċain ceasda éigcéilliḋe neaṁfoġlomṫa, ar mbeiṫ a fios agad go mbrosduiġid siad ceannairc. *1 Tim. 1. 4. Tit. 3. 9.

24. Oir ni cóir do ṡearḃfoġantuiḋe an tiġearna beiṫ ceannairceaċ, aċ beiṫ ceannsa ris na huile ḋáoinib, réidh chum teagaisg, ag iomċar ré droċḋáoinib:

25. Ag teagusg na druinge bios contrardha dá intinn, maille ré ceannsaċt:

dféuċaim

dfeudaim an dtiubhradh Dia aithrighe dóibh uair ar bith, chum na fírinne dad-máil:

26. Agus teacht ar a nais, ó dhul an diabhail, agá bfuilid gabhtha, mar is áill leis féin.

## caib. 3.

AGus biodh a fios so agad, * go dtiucfaid aimseara baoghlacha sna laethibh déi-ghenacha.

* 1 Tim. 4. 1. 2 Phead. 3. 3. Iudas. 18.

2. Oir béid daoine ro-ghradhach orrtha féin, santach, aidhbéil, diomsach, ithiomrátach, easumhal dá naithribh agus dá máithribh, dombhuidheach, neimh-naomhtha.

3. Gan ghrádh nadúrtha, lucht bristhe cangill, lucht éilighe bhréugacha, neimh-mheasardha, borb, gan ghrádh don maith,

4. Lucht bratha, meirrgánta, árd-intinneach, lucht ghrádhuigheas sáimhe ni a sa mó ná Dia:

5. Leigeas orrtha féin beith diagha, ach do dhiult do chumhachd na diaghachta. Agus seachain se a samhuil sin.

6. Oir is don druing se an lucht bhíos ag teultógh a steach a dtighthibh, agus beires riu a mbruid mná simplidhe líonta do pheacadh, noch do threóruighthear ré hainmhiannaibh éugsamhla:

7. Ag foghluim do shíor, agus go bráth gan teacht dóibh chum eólais na fírinne.

8. Agus do réir mar do chuir Iannes agus Iambres a naghaidh Mhaoisi, as mar an gceudna chuirid an dream-sa a naghaidh na fírinne: lucht intinne truaillighe, meirrighe a dtaobh an chreidimh.

9. Gidheadh ni bheuraid buaidh ni sa mó: óir biaidh a gcuthach follas do na huile dhaoinibh, amhuil do bhi a gcuthach súd mar an gceudna.

10. Ach do lean tusa mo theagusgsa, mo bheatha, mo rún, mo chreideamh, mo cheannsas, mo ghrádh, [agus] mfoighid,

11. An ghéirleanmhuin, an páis a dfulaing mé a Nantióchia, a Nicónium, [agus] a Lisdra: créd é méid na géirleanmhana dhiomchuir mé: ach do shaor an tighearna mé uatha uile.

12. Agus fós an méid lér mian a mbeatha chaitheamh go diagha a Niósa Críost, fuileongaid siad géirleanmhuin.

13. Ach na drochdhaoine, agus na mealltóirighe rachaid siad a naghaidh sa nolc, ag mealladh, agus ar na mealladh dóibh.

14. Ach comhnuigh se sna neithibh do foghluim tú, agus do fágbhadh taobh riot, ar mbeith a fios agad cia ór foghluim tú [iad.]

15. Agus ó bhi tú ad leanabh, go raibh eólas na sgriopturr naomhtha agad, lér féidir do dheunamh eagnaidhe chum slánaighe, trés an gcreideamh noch atá a Niósa Críost.

16. * Is ó shéideadh Dé táinic an sgriobtuir uile, agus is tarbhach é chum teagaisg, chum sprechta, chum ceartuighthe, chum foirceadail na fíreuntachta: * 2 Phead. 1. 21.

17. Ionnus go mbiadh óglach Dé diongmhalta, agus ullmhuighe go hiomlán chum na huile dheagh oibre.

## caib. 4.

Uime sin cuirim dúalach ort a bfiadhnuise Dé, agus an tighearna Iósa Críost, noch bheuras breath ar bheódhaibh agus ar mharbhaibh agá teacht dellruighthech agus ann a rioghachd:

2. Déuna an briathar do shearmóir: bi dúthrachtach a nám, agus a nanám: sprec, smachtuighe, [agus] teagaisg maille ris a nuile cheannsas agus foirceadal.

3. Oir tiucfaidh aimsir nach biáidh fulang aca ar theagusg fallain: as ar mbeith dá gcluasaibh líonta do tochas, cruinneóchaid siad dóibh féin do réir a nainmian, iomad teagusgóir,

4. Agus fillfid siad a gcluasa ón bfírinne, agus géillfid do sgéultaibh fábhall.

5. Gidheadh déunsa faire sna huile

neiṫib, fulaing anṡóġ, déin obair soi-
bisgéil, tabair fá deara do miniosdrá-
las do beiṫ derbṫa.

6. Oir atáimse a nois féin dom
ioḋbairt, agus is fogas dam aimsir
mimṫeċta.

7. Do ċomraic mé comrac maiṫ,
ráinic mé ceañ mo ċoimlenga, do ċoi-
méid mé an creideṁ.

8. O so amach atá coróin ḟi-
réunṫaċta ar na taisge fám ċomhair,
noċ béurus an tiġerna an breiṫeṁ
comṫrom damh, sa ló úd: agus ni
damsa amáin, aċ mar an gcéudna do
na huile dhaoine ġráḋuiġeas a ṫeċt.

9. Déun deiṫnes ré ṫeċt chugam
go haiṫġearr.

10. Oir do ṫréig Démas mé, ar
dtabairt ġráḋa don tsaoġalsa a láṫair,
agus do imṫiġ sé go Tessalonica,
Crescens go Galátia, Titus do Dal-
mátia.

11. Atá Lucás na aonar um ḟochair.
Ar mbreiṫ duit ar Márcus tabair
les é: óir as ro ḟoċraċ damsa é ċum
miniosdrálaċta.

12. Agus do ċuir mé Tichicus
uáim go Hephesus.

13. An tan ṫiucfas tú tabair les
an brat noċ do ḟág mé a dTróas ag
Carpus, agus na leabair, go háiriġe na
meamruim.

14. As mór dolc do rinne Alexan-
dar an céard copair oram: go dtúgaiḋ
an tiġerna dó réir a ġníoṁarṫaḋ.

15. Agus bíse mar an gcéudna
ar do ċoiméud air: óir is mór do ċuir
sé a naġaiḋ ar mbriaṫairne.

16. Ann mo ċéud ċosaintse níor
raib aonduine agam, aċ do ṫréigeadar
uile mé: nar agrar orrṫa é.

17. Gidheaḋ do ṡeas an tiġerna láim
rium, agus do neartaiġ sé mé, ionnus
go mbiaḋ seanmóir [an tsoisgéil]
derbṫa ṫriomsa, agus go gcluinfedís
na cineaḋaċa uile [í:] agus do saoraḋ
mé ó béul a leomain.

18. Agus saorfa an tiġerna mé
ó gaċ uile droċobair, agus coiméud-
faiḋ mé ċum a ríoġaċta neiṁḋa féin:
glóir dósan go sáoghal na sáoghal.
Amén.

19. Beir beannaċt ċum Phrisca a-
gus Acuila, agus ċum luċt tiġe One-
siphoruis.

20. Do ċomnuiġ Erastus a gCo-
rinntus. Agus dfág mé Trophimus a
Miletum go héugċruáiḋ.

21. Déun deiṫnes ré ṫeċt roiṁ an
ngeiṁreaḋ. Cuiriḋ Eubulus, agus Pu-
dens, agus Linus, agus Cláudia, agus
na derbráiṫre uile a mbeannaċt ċugad.

22. [Go raib] an tiġerna Iósa
Críosd maille red sbiorad. Grása
maille rib. Amén.

# EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM TITUIS.

## CAIB. I.

Ol serbhfoghantigh Dé, agus absdal Iosa Criosd, do réir chreidim dhaoine togtha Dé, agus admhála na firinne, noch atá réir dhiadhachta,

2. Chum muinighne na bheatha marthanaighe, noch do ghell Dia ris nach féidir bréug a dhéunamh, * sul do cruthaigheadh an domhan,

* 2 Tim. 1. 9. 1 Phead. 1. 20.

3. Ach do foillsigh sé a bhriathar a nám iomchubhaidh, tré senmóir [an tsoisgéil] do fágbhadh tiomsa riumsa, do réir aithne Dé ar slánaightheóra:

4. Chum Tituis mo mhac ionmhuin, do réir an chreidimh choitchinn, grása, trócaire, agus siothcháin ó Dhia athair, agus ón dtighearna Iosa Criosd ar slánaightheóir.

5. As é adhbhar fár fhág mé thú a gCréta, ionnus go leanfá do cheartughadh na neitheann atá fós gan cheartughadh, agus go nóirdeócha sagart ann gach cathair, do réir mar do aithin mé dhiot.

6. * Má atá neach ar bith neamhlochtach, na fior éun mhná, agá bhfuil clann ionnruic, nach féidir éiliughadh fá neimhmeasarrdhachd, ná easumhal.

* 1 Tim. 3. 2.

7. Oir as cóir easbog do bheith neamhlochtach, mar fheadhmannach Dé, gan beith dhó ag rioth réir a thola féin, ná feargach, ná ró-fonnmhar a bhfion, ná buailteach, ná dúil do beith aige a néudáil neamhghloin:

8. Ach na fear tighe aoidheadh do chongmháil, gráidhach ar dhaoinibh maithe, na dhuine glic, cómhthrom, naomhtha, measarrdha:

9. Ag congmháil na bréithre dísle go daingean do réir theagaisg, ionnus go madh féidir léis teagusg do thabhairt uadh maille ré foirceadal fallain, agus an dream labhrus na aghaidh do bhréugnughadh.

10. Oir atáid iomad do dhaoinibh easumhla ann, labhras go diomhaoin, agus na mealltóiridh, go háirighe an lucht atá don timcheallghearradh.

11. Dár ab éigean a mbéul do stopadh: dream chuires tighthe go huilidhe fá chéile, ag teagusg neitheann nach cóir, do ghrádh eudála neimhghloine.

12. A dubhairt neach áirighe dhiobh féin, a bhfáidh dílis féin; bréugaigh do ghnáth na Crétanaigh, drochainmhinte, bolg fallsa.

13. As fior an fiadhnuise so: uime sin spreag iad go géur, chum a mbeith diongmhálta sa gcreideamh:

14. * Agus gan aire do thabhairt do sgéulaibh fábhuill na Niudaigheadh, agus daitheantaibh dhaoineadh atá ar niompódh ón bhfirinne.

* 1 Tim. 1. 4.

15. * [Atáid] na huile neithe go deimhin glan don druing atá glan: ach don druing atá salach agus gan chreideamh ni bhfuil éinni glan, ach fós atá a ninntinn agus a ccoimhsias salach.

* Rómh. 14. 20.

16. Admhuighid siad eólas do beith aca ar Dhia, gidheadh séunaid a ngniomharthaibh [é,] ar mbeith dóibh adhúathmhar, easumhal, agus meirighthe a dtaobh gach uile dheaghoibre.

## CAIB. 2.

ACh labhairse na neithe thig re
teagusg fallain:
2. [Eadhon] daoine aosda
do bheith aige, trómdha, mea-
sardha, diongmhálta a gcreideamh, a
ngrádh, [agus] a bhfoighid:
3. Na mná aosda mar an gcéudna
a náibid iomchubhaidh do naomhthar, gan
[bheith] na luchd eidhighe go heugcóir, gan
iad féin do thabhairt go hiomarcach
don fhíon, na luchd teagaisg neitheadh maith:
4. As go dtiubhradaois re deanamh
do na mnáibh óga bheith suaimhneach ina
nintinn, grádhach dá bhfearaibh agus dá
gcloinn,
5. Measardha, geanmnaidh, comh-
naightheach na dtighthibh, maith, * umhal dá
bhfearaibh: dagla bréithre Dé do mha-
slughadh,
6. Teagaisg na hóganaigh mar an
gcéudna fá bheith suaimhneach na nin-
tinn.
7. Taisbéin thú féin sna huile nei-
thibh ad eisiomplair deaghoibrightheadh,
maille ré teagusg neamhthruaillighe,
trómdha,
8. Bhriathar fallain nach féidir a
lochtughadh: ionnus go mbiadh adhnáire ar
an ti chuireas bur naghaidh, ar mbeith dó
gan droch ní ar bith aige ré a rádh bur
dtobhra.
9. [Teagaisg] na * searbhfhógan-
taigh fá bheith umhal dá maighistrib-
ibh, fá na dtoil do dhéunamh sna huile
neithibh, gan cur a naghaidh a mbriathar:
10. Gan einni dhá gcrod do theul-
tóg uatha, acht a nuile comhgioll maith do
thaisbéunadh dhóibh, ionnus go ndéunaidís
teagusg Dé ar slánaightheóra taithne-
mhach ar gach éunchor.
11. Oir do foillsigh grás Dé go
dellraightheach do bheir slánughadh ris chum
na nuile daoineadh:
12. Ag tabhairt teagaisg dúinne, fá
neimhdhiadhachd agus ainmian a tsaoghailse
do sheunadh, agus fá ar mbeatha do chai-
theamh dúinn go measardha, agus go comh-
throm, agus go diadha, sa tsaoghalsa
a láthair:
13. * Ar mbeith dúinn ag feitheamh ris
an muinighin beannaighthe, agus ré teacht
dellraightheach glóire an Dé mhóir, eadhon ar
slánaightheóra Iosa Criosd,
14. Thug é féin dár son, chum ar
bhfuasgalta, ó gach uile pheacadh, agus
chum ar nglanta, ionnus go mbeimis ar
bpobal genamhuil aige féin, ag leanmhuin
go dúthrachtach do dheaghoibrighibh.
15. Labhair, agus teagaisg na nei-
thesi: agus centaigh maille ris a
nuile ughdarras. Na tarcaisnigheadh
éunduine thú.

*Ephes. 5.23.
*Ephes.6.5. Coloss.3.22. 1 Phead.2.18.
*1 Cor.1.7. Philip.3.20.

## CAIB. 3.

CUir a gcuimhne dóibh * beith
umhal dúachtaranaibh agus
do chumhachtaibh, umhluim do
thabhairt úatha, beith ullamh
chum gach uile dheaghoibre:
2. Gan nech ar bith do mhaslughadh,
gan bheith bruighneach, [acht] suaimhnech,
ag taisbéunadh na huile chennsachta do
na huile dhaoinibh.
3. Oir do bhámne féin ar uairibh
eigcéillidhe, easumhal, ag dul ar se-
char, ag leanmhuin damhaintibh agus
dantoilibh eugsamhla, ag caitheamh ar
mbeatha a mioscais agus a dtnúth, fu-
athughadh a chéile:
4. As an tan do foillsigh feile
agus grádh Dé ar slánaigheóra do
dhaoinibh,
5. * Ní do réir na noibrightheadh
bhfireunda do rinneamair, acht do réir a
thrócaire féin do shaor sé sinn, tré ion-
ladh na haithghenemhna, agus tré athnú-
adhughadh an spioraid naoimh,
6. Do dhoirt sé orrainn go saidhbhir,
tré Iosa Criosd ar dtighearna:
7. Ionnas ar mbeith dúinn dá ar sao-
radh tré na ghrásaibhsion, go ndeunthaoi
oighreadha dhinn do réir mhuinighne na beatha
marthannaighe.
8. As firinneach an rádh so, agus is
áill lem thú deimhnughadh na neithesi,
ionnus

*Rómh.13.1. 1 Phead.2.13.
*1 Cor.6.11.
*2 Tim. 1.9.

ionnus go mbiadh an dream do ċreid do
Dhia ro ḋiṫċiollaċ a ndeaġoibriġibh
do ḋéunaṁ. As iad so na neiṫe ṫéid
a soċar agus a dtarbha do ḋaoinibh.

*1 Tim. 1. 4. 2 Tim. 2.23.

9. * Aċ toirmisg ceasda éigcéilli-
ḋe, agus seanċuis, agus connsbóid, agus
imreasana a dtimċioll an reaċta: óir
atáid siad gan tarbha gan éifeaċt.

10. An ti atá na eiriceaċ, tar éis
fógra nó ḋó ṫabhairt dó, seaċuin é:

11. Ar mbeiṫ a ḟios agad go
bfuil a sáṁuil sin do neoċ ar ndul fá
ċéile, agus go bpeacuigheann sé, ar mbeiṫ
ḋó damnuiġṫe uadh féin.

12. An tan ċuirfeas mé Artemas
ċugad, nó Tichicus, déun deiṫneas ré
ṫeaċt ċugam go Nicopolis: óir is ann
sin do ċuir mé roṁam an geiṁreaḋ ċai-
ṫeaṁ.

13. Seól uáid go dúṫraċtach sa
tsliġe Sénas an fear dliġe, agus A-
pollo, ar ġléus nách biáid uireasbhuidh
éinneiṫe orrṫa.

14. Agus déunuidh an dream as
dinne mar an gcéudna foghluim ar
ḋeaġoibriġibh do ḋéunaṁ ċum na ngná-
ṫuiġṫeadh riaċtanaċ, ionnus naċ beidis
neaṁṫorṫaċ.

15. Cuirid a bfuil um ḟoċair uile
a mbeannaċt ċugad. Teann riot an mhéid
ġráduiġeas sinne sa gcreideaṁ. Grása
maille ribh uile. Amén.

DANA

# Epistil Phoil Absdail chum Philemoin.

## CAIB. I.

POl priosúnaċ Íosa Críosd, agus an dearbhráthair Timotéus ċum Philémoin ionmhuin agus ar bfear cabhartha:

2. Agus ċum Apphia ġrádhaċ, agus ċum Archippus ar gcoimhfior cogaidh, agus ċum na heaglaisi atá ad tiġ:

3. Grása maille ribh, ⁊ síoṫcháin ó Dhia ar nathair, agus ón dtighearna Íosa Críosd.

4. *Beirim buidheachus rém Dhia, ag síor ċuimneadh orrtsa um urnaiġhibh,

* 1 Tessal. 1.2. 2 Tess. 1.3.

5. (Do bhríġ go gcluinim iomrádh do ġrádhsa, ⁊ an ċreidiom atá agad dtaobh an tighearna Íosa, ⁊ dtaobh na nuile naomh:)

6. Ionnus go mbiadh cumann do ċreidim éifeaċtaċ, a nadmháil na huile maiteasa atá ionnaibh tré Íosa Críosd.

7. Oir is mór an gáirdeaċas agus an sólás atá againn ann do ġrádhsa, do bhríġ go bfuaradar inniġe na naomh furtaċt triodsa, a dearbhráthair.

8. Uime sin bíodh gur féidir leam beiṫ ro dhána a gCriosd ris an ni atá iomċubhaidh daitheantughadh dhiot:

9. Gidheadh ċeana tré ġrádh, is usa liom impidhe ċur [ort,] ar mbeiṫ damh mar Phól foirfe agus a nois fós um príosúnaċ ar son Íosa Críosd.

10. Guidhim tú ar son mo ṁic Onesimus, noċ do ġein mé a ngéibheannaibh.

11. An tí do bhí ar uairibh neamhtarbhaċ duit, as a nois atá rótarbhach duitse agus damhsa.

12. Noċ do ċuir mé ar a ais: agus gabhsa ċugad é, mar mo ċroidhe féin:

13. Noċ bá mian liumsa a congmháil um foċair féin, ionnus go ndéunadh sé miniosdrálas damh a dtionadsa, a gcuibhriġibh an tsoisgéil.

14. Gidheadh níor ṡanntuiġ mé éinni déunamh gan do ṫoilse, ionnus nach biadh do maitse amhuil tré éigean, aċ do réir do ṫola féin.

15. As dóiġ gur ab uime dimtiġ sé ar feadh tamuill, ionnus go nglacfá é go síorruidhe;

16. Ní mar sheirbhíseaċ feasda, aċ ós cionn seirbhíseaċ, na dearbhráthair ġrádhaċ, go háirighe damhsa: a né naċ mó ná sin duitse sa gcolainn, agus sa dtighearna?

17. Uime sin má atá cumann eadrad agus misi, gab ċugad é mar mé féin.

18. Agus má rinne sé dioġbháil ar biṫ duit, nó má dliġeann tú éinni dé, bíodh sé um leitse.

19. Misi Pól do sgríobh [so] rém láimh féin, do bhéur diolaidheas uáim: bíodh noċ abruim riot go ndliġim tú féin fós ós a ċeann sin diot.

20. A seadh, a dearbhráthair, faġaim gáirdeaċas uáid sa dtiġearna. Comfurtuiġ mo ċroidhe sa dtiġearna.

21. Do sgríobh mé ċugad ar mbeith damh muiniġneaċ as humhlas, ar mbeiṫ a fios agam go ndéuna tú ní sa mó ná mar a deirim.

22. Agus maille ris sin, ullmhuiġ lóisdin damh: óir atá muiniġin agum go bhfronnfuiġhthear dibh mé tré bhur nurnaiġhibh.

23. Cuiridh Epaphras (mo ċomhpriósúnach a nÍosa Críosd)

24. Marcus, Aristarchus, Démas, [agus] Lucás, mo ċomluchd cabhartha, a mbeannas ċugad.

25. Grása ar dtighearna Íosa Críosd ré bhur spioraid. Amén.

Epistil

# Epistil Phoil Absdail chum na Neabhruigheadh.

## CAIB. I.

DIa, noċ do laḃair a nallód go
minic agus ar ṁóranoiḃ éug-
samla ris na haithreachaibh
trés na fáiḋiḃ,
2. Do laḃair sé rinne sna laeṫibh
deigheanaċasa trés an mac, do órduiġ
sé na oighre gaċ a niomlán, tré ar ċru-
tuiġ sé fós an domhan:
* Eagna.7.26. Coloss.1.15. 3. * Noċ ar mbeiṫ dó na ḋeallraḋh
glóire, agus na íomháiġ ḟíre a ṗear-
sansan, agus ag congṁáil suas na
nuile neiṫean ré bréiṫir a ċumhas féin,
ar nglanaḋ ar bpeacaiġe dó ṫríd féin,
do ṡuiġ sé ar láim ḋeis na mórġaċsa
sna hárdaiḃ.
4. Ar mbeiṫ dó ar na ḋéunamh ni
sa ro óirrḋeirca ná na haingil, ar
gur ab óirrḋearca an tainm fuáir sé
ná iadsan.
5. Oir cia do na haingliḃ ré a
* Psal.2.7. Gniomh.13.33. Caib.5.5. ndubhairt sé riaṁ, * As tú mo ṁac, a
niuġ do ġin mé tú? agus a ris, * Bi-
áiḋ mé um aṫair aige, agus biáiḋ seisi-
on na ṁac agumsa?
* 2 Sam.7.14. Seanchais.22.10. Psal.89.26,27. 6. Agus a ris an tan do ḃeir
sé a sceċ an ċéidġin don doṁan, a
deir sé; * agus tugaiḋ aingil Dé uile
onóir ḋó.
* Psal.97.7. 7. Agus a deir sé a dtaoḃ na
* Psal.104.4. naingel, * do ní sé a ṫeaċtaireaḋa do na
sbioraḋaiḃ, agus a ṁinisdreaḋa don
teine lasarrṫa.
8. Aċ ris an mac [a deir sé,] a
* Psal.45.6,7. * Ḋhia, [máiriḋ] do ċaṫaoir ríoġaċsa
go saoġal na saoġal: is slaṫ coṁh-
tromh, slaṫ do ríoġaċsa.
9. Do ġráḋuiġ tú an fíreuntas,
agus do ḟuaṫuiġ tú a néugcóir:
uime sin do ung Dia do Ḋhia féin tú
ré hola an ġáirdeachais ós cionn do ċom-
pánaċ.
10. * Agus as tusa, a ṫiġearna, * Psal.102.25, &c.
tug fondameint ḋaingean don talaṁ ó
ṫús, agus a siad na flaiṫeamhnus
oibreaċa do láṁ.
11. Raċaid siadsan as a gcruth,
aċ fanaiḋ tusa: agus raċaid uile a
gcaiṫeaṁ mar éudaċ.
12. Agus fillfiġear ar a ċéile
iad mar ḃrat, agus béid siad ar na
gclaoċlugh: as as tusa an neach
céudna, agus ni raċaid crioċ ar do
ḃliadnaiḃ.
13. Agus cia do na haingliḃ ré
a ndubhairt ré riaṁ; * suiḋ ar mo ḋeis, * Psal.110.1. Math.22.44.
nó go gcuiriḋ mé do naiṁde na sdól
cos fúd?
24. A né naċ sbioraḋa frestail
iad uile, cuirṫear a mac ċum miniosdrá-
lasa ar son na droinge ġeubus oig-
reaċt an slánaiġṫe?

## CAIB. 2.

AR a nadḃarsa as cóir ḋúinn
ge roḋúṫraċ do ṫaḃairt
do na neiṫiḃ do ċualaman,
deagla a liġṫe ṫrinn dhuinn
uáir ar biṫ.
2. Oir má bí an briaṫar do laḃraḋ
tres na haingliḃ seasmhaċ, 7 má fuáir
gaċ uile ċoir agus ésumlas an lúach
saoṫair do ḋliġeadar:
3. Cionnas raċmaoidne as má ḃion
neamhsuim aguinn ann a chomhór so
do slánughadh? noch do tionsgnamh
do

do ṡenmóruġaḋ an túr ris an dTi-
ġerna féin, [agus] do deimniġeadh
dúinn ris an dream do ċúala é:
4. Ar mbeiṫ do Ḋia ag déunamh
coimfiaḋnuise riu maille ré comhar-
ṫaiḃ, agus ré hiongantaiḃ, agus ré
subailciḃ éugsamla, agus ré tiodh-
laicibh an sbiorad naoimh, do réir a
ṫola féin.
5. Oir ni ṫug sé do na hainglibh
ceannas an tsaoġail atá cum teaċta,
ar a bfuilmíd ag labairt liḃ.
6. Aċt do riṅe neaċ a monaḋ áiriġe
*Psal. 8. 4. fiaḋnuise, ag ráḋ; * Créd é an ni an
duine go mbeiṫ cuimne agad air: nó
mac an duine, go mbiaḋ súil agad air?
7. Do riṅe tú é seaḋ seal beag ni
sa isle ná na hainġil: do ċuir tú co-
róin ġlóire agus onóra air, agus do
ċuir tú é ós cionn oibreaċ do lám.
*1 Cor. 15. 8. * Do ċuir tú na huile neiṫe síos
27. fá na ċosaiḃ. Oir ar gcur na nuile
neiṫeann faói dó, níor fág sé éinni gan
ċur faói: giḋeaḋ ni faicmid a nois go
fóill na huile neiṫe fá umhlas dó.
9. Aċt do ċimiḋ Iósa ar bfaġáil
ċoróine glóire agus onóra, noch do
riṅeaḋ seaḋ seal beag ni sa isle ná na
háingil, tré fulang an báis: ionas go
mblaisfeaḋ sé tré ġrás Ḋé bás ar
son gaċ uile.
10. Oir dob iomċubaiḋ don ti ar
son [a bfuilid] na huile neiṫe, agus
tré [a bfuilid] na huile neiṫe, ar
dtabairt mhóráin cloinne dó ċum glóire,
ceannsa a slánaiġṫe do ḋéunam iom-
lán tré buáiḋeantaiḃ.
11. Oir an ti naomhus, agus an
dream do niṫear naomhṫa, is ó aon iad
uile. Uime sin ni ġabann aḋnáire é fá
ḋearbráiṫriḃ do ġairm díob,
*Psal. 22. 12. Ag ráḋ; * foillseoċaidh mé
22 hainm dom ḋearbráiṫriḃ, molfuiḋ mé
ṫú maille ré ceól a meaḋón na heaglaise.
*Psal. 18. 13. Agus a ris; * cuirfe mé mo
2. Isa. 8. muiniġin ann. Agus a ris; Féuċ, misi
18. agus an ċlann tug Dia dam.
14. Uime sin ó atá fuil agus
feóil ar na roinn ris an gcloinn, do ġab
seision mar an gcéudna a ċuid díobh
sin ċuige, ċum an ti agá bfuil cumas
an báis, eadhon an diabal, dionarbaḋ dó
tré bás:
15. Agus ċum saoirsi do ṫabairt
don mhéid do bi seaḋ a mbeaṫa tré faiṫ-
ċeas an báis fá ċuing daoirse.
16. Oir go deimin, ni hé [naduir]
na naingeal do ġab sé uime, aċt a sé
naduir Abraham do ġab sé uime.
17. Air a naḋbarsin bá cóir dhó
beiṫ cosmhuil ré na ḋearbráiṫriḃ sna
huile neiṫiḃ, ionnus go mbiaḋ sé tró-
caireaċ, agus na árdsagart dileas sna
neiṫiḃ [bhenas] ré Dia, ċum an pubail
do ġlanaḋ ó na bpeacaiḃ maille ré na
ioḋbairt.
18. Oir do briġ gur fulaing sé an
tan do cuireaḋ caṫuġaḋ air, is féidir
leis cabair do ṫabairt don dream ar a
gcurtar caṫuġaḋ.

## CAIB. 3.

Uime sin a ḋearbráiṫre naom-
ṫa, agá bfuil bur gcuid
raṅa don ġairm neamḋa, tu-
gaiḋ dá bur naire abstol
agus árdsagart ar naomhḃála, eadhon
Iósa Criosd:
2. * Noċ do bi dileas don ti do ór- *Uibhre
duiġ é, amhuil do bi Maóisi fós ann a 12. 7.
tiġeas uile.
3. Oir measdar gur fiu an fearsa
glóir as diongna ná Mhaóisi, an
mhéid gur mó onóir an ti tógbas an
tiġ, ná an tiġe féin.
4. Oir ni bfuil tiġ ar biṫ naċ duine
éigin tógbus é: agus an ti do tóg
na huile neiṫese, sé Dia é.
5. Agus go deimin [do bi] Maóise
dileas ann a tiġeas uile, mar seirbfo-
gantaiġ, ċum fiaḋnuise na neiṫeann do
bi ċum a labarṫa:
6. Aċt atá Criosd mar mhac a
gceannas a tiġe féin: agár ab sinne a
tiġ, má ċungbamaoid go daingean go
teas don ċriċ deiġeannaiġ, dóċas agus
gáirdeaċas na muiniġne.

7. Uime

7. Uime sin amhuil a deir an spio-
* Psal. 95. rad naomh: * a niugh má chluine sibh a ghuth,
7. Caib. 4. 8. Ná cruaidhighe bhur ccroidhthe a-
7. mhuil a ló na dibhfeirge, gion lá an cha-
thaighe sa bhfásach:

9. Sa náit ar chuirsead bhur naith-
reacha cathughadh oram, ar dhearbhadar mé,
agus a bhfacadar moibhreacha ar fead
dá ficheadh bliadhan.

10. Uime sin do bhí ro fheirg oram
ris an ngeinealach sin, agus a dubhairt mé:
atáid siad do ghnáth ar seachrán ann a
gcroidhe, agus ní bhfuaradar eólas mo
shlighthesa.

11. Ionnus go dtug mé mionna um
feirg, nách racdaois a steach am shuáim-
nios.

12. Tabhraidh dhe ribh a dhearbhráithre,
nách biaidh droch chroidhe gan chreideamh
ag éinneach agaibh uair ar bith, ré dteith-
eadh sibh ón Dia beó:

13. Achd teagaisgidh a chéile go láe-
theamhuil, an fead goirthear an lá aniugh
dhe: deagla ndearnadh agaibh do dhul a
gcruas tré mhealltóireacht an pheacaidh.

14. Oir atá ar gcuid do Chriosd
againn, má chongmhamaois go diongmhálta
céudtosach na substainte go teas
don chrich deigheanaigh.

15. An fead a deirthear, a niugh má
chluine sibh a ghuth, ná cruaidhighe bhur
ccroidhthe amhuil a ló na dibhfeirge.

16. Oir ar na chluinsin do dhruing
áirighe, do bhrosduigheadar [an tighearna]
chum feirge: bíodh nách [dearnadar]
uile an méid táinic as a Néigipt tré
Mhaoise [mar sin.]

17. Achd cia an dream ré a raibh a
fheirg ar fead dá ficheadh bliadhan? an é
* Uibhre 14. 19. nách ris an druing do pheacaidh, * agár
thuiteadar a gcuirp sa bhfásach?

18. Agus cia an dream dá dtug
sé mionna nách racdaois a steach dhá
shuáimhnios, acht amháin don lucht do bhí
easumhal?

19. Agus do chímid nar bhféidir riu
dul a steach tré mhíchreideamh.

# CAIB. 4.

UIME sin bíodh faitches orainn,
deagla ar dtréigean na
geallamhna uair ar bith ré
dul a steach na shuáimhnios,
go measfaidhe éinneach agaibh bheith dhá
fágbháil.

2. Oir do seanmóradh an sois-
géul dúinne, amhuil do rinneadh dóibhsion
mar an gcéudna: gidheadh ní deachaidh
an briathar do chualadar a dtarbha
dóibh, do brígh nách raibh sí ar na cu-
masg ré creideamh sa druing do chua-
laidh [í.]

3. (Oir téighmidne an dream chrei-
deas a steach sa shuáimhnios) do réir
mar a dubhairt sé; * ar a nadhbharsin * Psal. 95.
tug mé mo mhionna um feirg, nách ra- 11.
chaidh siadsan a steach am shuáimhnios, bíodh
gur críochnuigheadh na hoibreacha ó
thús an domhain.

4. Oir do labhair sé a nionadh áirighe
ar an seachtmhadh lá mar so; * agus * Gein. 2. 2.
do chomhnuigh Dia an seachtmhadh lá ón
oibribh uile.

5. Agus sa nionadsa a ris, ní
rachaidh siad a steach am shuáimhnios:

6. Uime sin do brígh go dtuigthear
as so go rachaidh dream áirighe a
steach ann, agus nách deachaidh an dream
dár seanmóraigheadh an soisgéul ar
tús a steach, tré easumhlas:

7. Orduighe sé a ris lá áirighe, a
niugh, ag rádh a nDáibhi; a ndiaigh a
chomhfad sin daimsir (mar a dubhradh)
a niugh má chluine sibh a ghuth, ná
cruaidhighe bhur gcroidhthe.

8. Oir dá dtugadh Iosa suáimhneas
dóibh, ní laibheóradh sé na diaigh so
ar lá eile.

9. Uime sin fágthar lá suáimhniosa
ag pobal Dé.

10. Oir an tí do chuaidh a steach
dá shuáimhneas san, do chomhnuigh sé
mar an gcéudna ón oibreachaibh, amhuil
[do chomhnuigh] Dia ón oibreachaibh
féin.

11. Uime sin déunam dithchioll ré

dul a steaċ sa tsuáimhnios sin, deagla éunnduine ḋuitim sa neisiompláir céudna easumhlasa.

12. Oir [atá] briathar Dé beó, agus brioġmhar, agus ní sa ġéire ná cloidheamh ar bith dá faobhar, agus téid sí tríd a steaċ go roinn a nanma agus na sbiorraide, na nalt agus an smeara ré céile, agus is breitheamh í ar smuaintighibh, agus ar bhreathnuighthibh an ċroide.

13. Agus ní bhfuil creatúir ar bith, nach bhfuil follas na fiadhnuisi: aċ atáid na huile neithe nochtuighe soilléir, do shúilibh an tí ar a bhfuilmaoid ag labhairt.

14. Uime sin ó atá árdsagart mór aguinn, do ċuaidh a steaċ sna neimhibh, Iósa mac Dé, congmham go daingean a nadmháil.

15. Oir ní bhfuil árdsagart aguinn, nach féidir ar neugcruáis a moṫughadh, aċ ata ar ttuitteadh catughadh sna huile neithibh a gcosamhlas gan pheacadh.

16. Ar a nadbharsin déunam maille ré dóchas go hárdcathaoir na ngrás, ċum trócaire do ġnodhughadh, agus grás dfaġáil dúinn, ċum furtachta a nám riachtanais.

## CAIB. 5.

Oir gach uile árdsagart, tógthar ó dhaoinibh, is ar son daoineadh órdaighthear é, a ttaoibh na neitheann bheanas ré Dia, ċum offrála agus iodhbartha do dhéunamh ar son peacadh.

2. Noch agá bhfuil cumas lórtruáighe do beith aige don druing atá aimbhfiosach agus ar seachrán, do bhrigh go ttimcioltar é féin mar an gcéudna dhéugcruas:

3. Agus dá bhrigh so atá dfiachuibh air iodhbairt do dhéunamh ar son na bpeacadh, ar son an phobail, agus ar a son féin mar an gcéudna.

* Seanchas. 26. 18. 4. * Agus ní ġabhann éunduine a nonóir sé ċuige féin, aċ an tí atá ar na ġairm ó Dhia, amhail Aáron.

5. As mar an gcéudna ní uaidh féin do ġab Críosd a nonóir se ċuige, go ndeuntaoi árdsagart de, aċ ón tí a dubhairt ris; * as tú mo mhac, a niugh do ġein misi thú. * Psal. 2. 7.

6. Do réir mar a deir sé fós a náit eile; * as sagart tú go síorruidhe, do réir uird Mhelchisedec. * Psal. 110. 4.

7. Noch a laethibh a feóla, do fhorail urnuighe agus guidhe maille ré héigmhe láidir agus ré deuraibh ar an tí agá raibh cumasa a ḟórtachta ó bhás, agus do héisdeadh ris mar an gcéudna tré na deaġḟaitcheas:

8. Agus bíodh gur bé an mac é, dfoghluim sé umhlas as na neithibh do fhulaing sé:

9. Agus ar mbeith dó ar na dhéunamh iomlán, do rinneadh ughdar an tslánuighe síorruidhe de do na huile dhaoinibh umhlaigheas dó:

10. Ar mbeith dó ar na ġairm ó Dhia na árdsagart do réir uird Mhelchisedec.

11. Ar a bhfuil mórán aguinn ré a labhairt do neithibh atá dóċurtha amaċ, do bhrigh go bhfuil sibh mall éisdeachta oraibhse.

12. Oir síbhse dar cóir beith bur lucht teagaisg do réir aimsire, as riachtanus dáoibh a ris sinne bur dteagusga gcéudtosaighibh bhreithre Dé: * agus tárla dhíbh beith sa riochtsin gur mó atá bainne dteastughadh oraibh, ná biadh láidir. * 1 Cor. 3. 2.

13. Oir gach aon ċleachtas bainne, atá sé neamhiulmhar a mbréithir na fíreuntachta: (óir is naoidhe é.)

14. As is don lucht tig ċum aoisi foghnas an biadh láidir, agá bhfuilid a gcéudfadha tré ġnáthughadh fada ar na gcleachtadh ċum eidirdhealuighe maitheasa agus uilc.

## CAIB. 6.

Uime sin ar léigean tosaigh dúinn teagaisg chéudtosugheadh Chriosd, tigeam aċ ar naórdugh ċum beith díongmhálta

gan

gan beith dúinn a rís ag cur fonda-
meint na haithrighe ó oibreachaibh
marbha, agus creidimhe a dtaobh Dé,
2. Theagasg na mbaisdeadh, agus
leagaidh na lámh, agus eiseirghe na
marbh, agus an bhreitheamhnais sior-
ruidhe.
3. Agus do déunam so, do chead
Dé.
*Caib. 10. 26. 4. * Oir an dream atá ar na
soillsiughadh aon uair amháin, agus
fuair blas an tiodhlaice neamhdha, agus
lér roinneadh an spiorad naomh,
5. Agus do blais deaghbhriathar Dé,
agus subhailcidhe an tsaoghail atá chum
teachta,
6. Agus atá ar ttuitim, ní féidir
a nathnuadhughadh a rís chum aithrighe: do
brígh go bfuilid ag céusadh mic Dé a
rís dóibh féin, agus ag sgige faoi.
7. Oir an talamh súigheas a nfear-
thainn thig go minic air, agus do beir luibh-
bhiona uadha theid a ttarbha don druing
saothruigheas é, do geib sé beannach ó
Dhia:
8. As an talamh do beir sgeachach
agus driseach uadha, as diomolta, agus
is fogus é dá beith mallaighthe, agar ab
é a chríoch a losgadh.
9. Gidheadh a cháirde, atámaoid deim-
hneach asaibhse fá neithibh is fearr ná sin,
agus as foigse don tslánughadh, bíodh
go labhramaoid mar so.
10. Oir ní bfuil Dia neamhchoimthrom,
go mbiadh dearmad aige ar bhur nobair,
agus air saothar bhur ngrádha, noch do
foillsigheabhair dá ainm, sa miniosdrálas
do rinneabhair agus fós do ní sibh do na
naomhaibh.
11. Agus as mian rinn gach aon
agaibh do thaisbeunadh na dúthrachta cé-
udna chum láindearbhtha an dóchais go
deireadh.
12. Ionnas nách biadh sibh leisgeamhail,
ach bhur lucht leanmhana ag an druing agá
bfuil oighreacht na ngeallamhnach tré
chreideamh agus tré foighid.
13. Oir an tan thug Dia gealladh
Dábraham, do bhrigh nár bhféidir
leis neach bá mó do thabhairt mar
mhionnaibh, * tug sé é féin mar mhio- *Gein. 22. 16.
nnaibh,
14. Ag rádh; go deimhin ag bean-
nughadh beannóchad mé thusa, agus ag méu-
dughadh méideochad mé thú.
15. Agus mar sin ar bfanmhain go
foighideach dó, fuair sé toradh na geal-
lamhna.
16. Oir go deimhin do beirid dao-
ine an ti is mó [na iad féin] mar mhi-
onnuibh, agus as críoch ar gach imreasain
dóibhsion mionna chum deimhnighthe.
17. As mar an gcéudna ar mbeith
do Dhia romhar ar a chomhairle
neamhchomhaortha dfoillsiughadh go ro foirf-
leathan doighribh na geallamhna, do deagh-
bhuaidh sé é re mionnaibh:
18. Ionnas tré dhá ní dochlaochlaidhthe,
ann nach féidir le Dia breug do
déunamh, go mbeith meanma láidir a-
guinne ag rioth chum greimnighthe don
dóchas atá romhainn:
29. Noch atá aguinn mar ancaire
daingean diongmhálta a nanma, agus
théid a steach go soithe a ní atá don
taobh a stig don bhrat.
20. Sa náit a ndeachaidh an céid-
reachtaighe air ar soinne [eadhon] Iósa, dá
ndearnadh ardsagart siorruidhe do réir
uird Mhelchisedec.

## Caib. 7.

Oir an * Mhelchisedec sa Ri *Gein. 14. 18.
Shálem, sagart an Dé is
áirde, thárrla sé Dábra-
ham ar mbeith dhó ag
filleadh air ó ár na righthe, agus
do bheannaigh sé é:
2. Agus tug Abraham deachmhadh
na nuile neitheann dó: noch dá ngoirthear
ar tús ar na eidirmhíniughadh Ri na
fíreuntachta, agus na dhiaigh sin mar an
gcéudna Ri Shálem, eadhon Ri na siot-
chána:
3. Gan athair, gan máthair, gan ginealach,
gan tosach laetheadh, ná deireadh beatha
aige: as ar na chur a gcosamhlas mic
Dé, fanaidh sé na shagart go siorruidhe.

4. Tugaidh a nois do buir nidhe creud é méud an duine, dá dtug Abraham féin an priomhachta deachmhaidh na héudála.

* Uibhre. 18.21.

5. *Agus go deimhin an dream do chloinn Lébi ghabhus an tsagartacht chuca, atá aithne aca réir an reachta, deachmhaidh do ghabháil ón bpobal, gidheadh ó na ndearbhráithribh féin, bíodh go dtangadar ó leasrach Abrahám.

6. Ar an tí nach áirimhthear a beith déinchineadh riusan, do ghlac sé deachmhaidh ó Abraham, agus do bheannaigh sé an tí agá rabhadar na geallamhnacha.

7. Agus gan impreasain ar bith, beannaighthear a ní is lugha ón ní is mó.

8. Agus ann so glacaid na daoine gheibh bás deachmhaidh: acht ann súd an tí ré ndearnadh fiadhnaise go maireann sé.

9. Agus (do rádh na fírinne) tug Lébi féin, noch ghlacas an deachmhaidh, deachmhaidh uadha a Nabraham.

10. Oir do bhí sé fós a leasrach a athar, an tan tárla Melchisedec dó.

11. Ar a nadhbharsin dá dtigeadh iomláine tré shagartacht na Lebiti, (óir is ré linn na sagartachta sin tugadh an reacht don pobal,) creud fá raibh riachtanus ní sa mó ré sagart eile éirghe ann do réir uird Mhelchisédec, agus gan beith dó ar na ghairm do réir uird Aárón?

12. Oir ar mbeith don tsagartacht ar na athrughadh, is éigean an reacht dathrughadh mar an gceudna.

13. Oir an tí ar a labhartar na neithese, is ré treibh eile bhaineas sé, dá nach dearnaidh éinneach minioshrálas ag a naltóir.

14. Oir as ní follas gur do [threibh] Iúda do éirigh ar dtighearna, treabh ar nár labhair Máoise éinni a dtaoibh na sagartachta.

15. Agus fós is móide as follas é, do bhrígh go bhfuil sagart eile ar néirghe ann a gcosamhlachta Mhelchisedec,

16. Dá nach dearnadh [sagart] réir reacht na haithne collaidhe, acht réir cumhachta na beatha siorruidhe.

17. Oir do ni [Dia] fiadhnaise:
*as sagart tú go siorruidhe, réir uird Mhelchisedec. * Psal.110. 4.

18. Oir a naithne do bhí roimhe ann, atá sí ar na cur ar gcúl, do bhrígh a meirbhe agus a neamhtharbhachdhe.

19. Oir ní dhéarna an reacht ní ar bith iomlán, acht teacht a steach na muinighne as fearr, tré na dtigmid a bhfogus do Dhia.

20. Agus an méid nach gan mhionnaibh, (óir do rinneadh sagairt díobhsan gan mhionnaibh:

21. As don fearsa maille ré mionnaibh tréasan tí a dubhairt ris; tug an tighearna mionna, agus ní ghéubhaidh aithreachas é, * as sagart tú go siorruidhe réir uird Mhelchisedec.) * Psal.110. 4.

22. Do rinneadh go fiú a noiread sin urra an chonnartha is fearr Díosa.

23. Agus do rinneadh iomad díobhsan na sagartaibh, do bhrígh gur thoirmisg an bás iad fanmhach:

24. Ach do bhrígh go maireann an fearsa go siorruidhe, atá sagartacht siorruidhe aige.

25. Ionnas gur féidir leis an dream thig chum Dé tríd féin do shlánughadh go hiomlán, ar mbeith dó beó go siorruidhe chum eadarghuidhe do dhéunamh ar a son.

26. Oir a sé samhuil sin dárdsagart dob iomchubhaidh dhúinne [do beith aguinn, noch atá] naomhtha, neimhchiontach, gan cháidhe ar bith, ar na sgaradh ré peacachaibh, agus do rinneadh níos áirde ná na flaithis:

27. Ar nach bhfuil riachtanus go láetheamhuil, * mar [do bhí] ar na hárdsagartaibh úd, iodhbarta do dhéunamh ar tús ar son a bpeacadh féin, na dhiaigh sin [ar son pheacadh] an pobail: óir do rinne sé so éanuáir amháin, an tan do rinne sé iodhbairt de féin. * Lebhit.9.7. & 16.6.

28. Oir do ní an reacht árdsagairt do dhaoinibh bíos eucruáidh; acht do ní briathar na mionn a ndiaigh an reachta [ardsagart] don mhac, noch atá criochnaighthe go siorruidhe.

Caib.

## Caib. 8.

Agus [a sé so] suim na nei-
ṫeadh a deirmid; atá a sa-
ṁuil sin dárdshagart a-
guinn, noċ do suiḋ ar deis
árdċathaoire na mórḋaṡa
sna flaithis,

2. Atá na miniſdir [sna hiona-
duibh] naoṁṫa, agus don tabernácail
ḟírinniġ úd, noċ do suiġiḋ an tiġerna,
agus ní duine.

3. Oir as ċuige órduiġter gach
uile árdsagart ċum na dtabartus a-
gus na níoḋbartaḋ dfoirráil: ionnas
gur béigin don fiorsa mar an gcéud-
na ni éigin do beiṫ aige ré a ioḋbairt.

4. Oir ni biaḋ sé na ṡagart, dá
mbiaḋ sé ar an dtalam, an feḋ atáid
sagairt an ḟorráileas tabartuis do réir
an reaċta,

5. Noċ do ni seirbhis do ṡompla
agus do sgáile na neiteadh neaṁḋa, amhuil
do ḟógair Dia do Ṁhaoise, ar mbeiṫ dó
ar ti an tabernacail do ċrioċnuġaḋ;
* Exod. 25. 40. * tabhair aire riot, ar sé, go ndéna tú
na huile neiṫe do réir an tsompla do
Gníomh. 7. 44. taisbéunaḋ duit sa tsliab.

6. Aċ a nois fuáir sé oifig as
óirrdearca ná sin, an méiḋ go bfuil sé
na eidirmheadhontóir an ċoṁarṫa as
féarr, noċ atá ar na ḋaingniuġadh
ris na geallamnaċaib is fearr.

7. Oir dá mbeiṫ an céudċoṁraḋh
úd neaṁuireasbaċ, ní ṡhirfiḋe ionaḋ don
dara coṁraḋ.

8. Oir a deir sé dá néilniuġaḋsan:
* Jer. 31. 31. * tiucfuiḋ na laeṫe a deir an tiġear-
na, an a gcrioċnóċuiġ mé coṁradh
núaḋ ré tiġ Israél agus ré tigh
Iúda:

9. Ni réir an ċoṁarṫa do riñe mé
ré na naiṫrib, sa lá an a rug mé ar
láiṁ orrṫa, ċum a dtreóruiġṫe as
talaṁ na Héigipte: óir níor fanadar
a mbun mo ċoṁarṫa, agus ni raib cás
agumsa ionntaḋsan, a deir an tiġerna.

10. Uime sin ag so an coṁraḋ do
ḋéuna mé ré tiġ Israél a ndiáiġ na
laeṫeaḋsin, a deir an tiġerna: cuir-
fe mé mo ḋliġṫe an a ninntinn, agus
sgriobṫaḋ iad an a gcroiḋe, agus
biáiḋ mé um Dhia aca, agus béiḋ si-
adsan na bpobal agumsa.

11. Agus ni biáiḋ gaċ aon fó leiṫ
ag teagusg a ċomarsan, agus gaċ aon
fo leiṫ [ag teagusg] a ḋearbhráthar,
ag ráḋ, bioḋ aiṫne agad an dtiġerna a-
gad: óir biáiḋ eólus aca uile oramsa,
ón mbeag gus an mór.

12. Oir biáiḋ mé trócaireaċ da néu-
gcórtuiḃ, agus cuirfe mé a bpeacuiḋe a-
gus a naindliġṫe as mo ċoimne feasda.

13. An tan a deir sé [an coṁraḋ]
núaḋ, do ċuir sé an seanċoṁraḋ a neim-
briġ: agus an ni atá ar na chur a
neimbriġ agus atá sean, as fogus dó
beiṫ ar dtéurnóġ.

## Caib. 9.

Uime sin do bádar fós ag an
gcéud [ċoṁraḋ] órduiġṫe
a dtaoḃ seirbhise Dé, agus
naoimhionadaḋ saoġalta.

2. Oir do tógbaḋ an tabernacail,
an a raib sa gcéud ionadaḋ de, an * Exod. 40.
coinnleóir agus an bórd, agus arán
na fiaḋnuise, ré ráiḋter naoṁṫa.

3. Agus [do bí] taoḃ a stiġ don
dara brat, an tabernácail dá ngoir-
ṫear an naoṁ [ionadaḋ] ro naoṁṫa.

4. Sa náit a raib an tuiséir órrġa,
agus áirc an ċoṁarṫa ar na folaċ
timċioll ré hór, * an a raib an pota * Exod. 16.
órrġa an a raib an maña, agus * slat 34.
Aaróin noċ do sgeiṫ, agus * cláir an * Uibhre. 17. 10.
ċoṁarṫa:

5. Agus ós cionn na háirce [do * Deut. 10. 5. 1 Riogh. 8. 9.
bádar] na * Cherubim glórmar, ag
cur sgátha ar ḟolaċ na háirce: * Exod. 25. 22.
neiṫe ar naċ féidir leam labairt fó leiṫ
a nois.

6. Agus ar mbeiṫ do na neiṫibse
órduiġṫe mar so, do ṫéiġedis na sa-
gairt do ġnáṫ a sdeaċ don ċéud ṫaber-
nácail, do ċoimlionaḋ seirbhise Dé:

7. Aċ

7. Ach don dara [tabernácuil do
* Exod.30. théigheadh] an tárdsagart na aonar * aon
10.Lebhit. uair amháin gacha bliadhna, ní gan fhuil,
16.2. noch do fhoráileadh sé ar a son féin, agus
[ar son] seachráin an phobail.
8. Ar mbeith don spiorad naomh dá
foillsiughadh so, nar hosgladh fós an
tslighe chum a [nionaid ro] naomhtha, an
feadh do bhí an céud tabernácuil na sea-
sadh:
9. Noch as sompla don naimsirsi
a láthair, ann a bhfuil tabhartus agus
iodhbarta dá bhfoirail, le nár féidir an
ti do ní an tseirbhis sin, do naomhadh a
dtaobh a choinsiasa:
10. [Ar mbeith dóibh] amháin a mbi-
adhaibh, agus a ndeochaibh, agus a nion-
latuibh éugsamhla, agus a ngnáthaighthib
collaidhe, do cuireadh orrtha dualach go
teacht aimsire an cheartaighthe.
11. As ar dteacht do Chriosd na
árdsagart na neitheann maith do bhí chum
teachta, tré thabernácuil bá mó agus bá
diongmhálta, nách dearnadh ré lámhuibh,
ionann sin ré rádh agus nach don no-
bhairse,
12. Agus fós ní tré fhuil gabhar
na laogh, acht tré na fhuil féin, do chuaidh
sé a steach éun uair amháin sna [hios-
daduibh] naomhtha, ar bhfagháil fhuasluig-
the siorruidhe [dúinne.]
* Lebhit. 13. * Oir má ní fhuil tarbh agus
16. 14. gabhar, agus luaithreadh seachbhuidh, ar na
Uibhre.19. chrothadh ar an droing neamhghlon, a naom-
17. madh a dtaobh glanta na feóla,
14. A né nách ro mó ná sin dhéunas
fuil Chriosd, noch do fhoráil é féin gan
cháidhe do Dhia tréas an spiorad sior-
ruidhe, bhur gcoinsiasa glanadh ó oib-
reachaibh marbha, chum seirbhise do dhéunamh
don Dia beó?
15. Agus ar a son so a sé sion
eidirmheadhontóir an chonarta nuaidh,
ionnas trés an mbás do fhulaing sé chum
fuasluighthe sáruighthe na naitheantadh do
bhí sa gcéudchonradh, go bhfuigheadis an
dream atá ar na ngairm, gealladh na
hoighreachta siorruidhe.
16. Oir sa náit ann a bhfuil tiomna,
as éigean bás an ti do rinne an tiomna
do bheith [ann.]

17. Oir bi an tiomna diongmhálta
an tan bhíd dáoine ar néug: óir atá *
sí fós gan bhrígh an fead mhaires an ti do
rinne í.
18. Uime sin níor daingnigheadh an
céud [tiomna] féin gan fhuil.
19. Oir an tan do labhair Maóise
na huile aitheanta ris an bpobal uile
réir an reachta, ar ngabhadh fola laogh,
agus gabhar dó maille ré huisge agus
ré holann purpair agus ré hiosóip, do
chrait sé [í] ar an leabhar, agus ar an
bpobal uile mar an gcéudna,
20. Ag rádh; * a sí so fuil na * Exod.24.
tiomna noch do aithin Dia dhibh. 8.
21. Agus fós do chrait sé a nfuil
céudna ar an tabernácuil, agus ar
soithighib na miniosdrálasa naomhtha uile.
22. Agus as beag nach ré fuil
glantar na huile neithe do réir an
reachta, agus ní faghthar maitheamhnas ar
bith gan dhórtadh fola.
23. Uime sin dob éigin sompla na
neitheann atá ar neamh, do glanadh riu so:
ach na neithe neamhdha féin ré híodhbar-
thaibh as fearr ná iad so.
24. Oir ní dheachaidh Criosd a steach
don naomhiosdadh do rinneadh ré lámhuibh, noch
bá heisiomplair do na [hiosdaduibh]
firinneacha: ach go flaitheamhnas féin,
* chum é féin do thaisbéunadh a nois a * 1 Eóin.2.
bhfiadhnaise Dhé ar ar son: 1.
25. Agus ní chum é féin díodhbairt
go minic, amhail do théigheadh an tárdsa-
gart a steach don naomhiosdadh gacha
bliadhna, ré fuil nár leis féin:
26. (Oir mar sin bá héigean do
páis dfulang go minic ó thús an do-
mhain,) as a nois do foillsigheadh é éun
uair amháin a ndeireadh an tsaoghail, chum
an peacadh sgrios tré na iodhbairt féin.
27. Agus amhail atá a ndán do
dhaoinibh bás dfagháil aonuair amháin, a-
gus na dhiaigh sin an breitheamhnus:
28. * As mar an gcéudna fuair * 1 Phead.
Criosd a iodhbairt éunuair amháin, chum 3.18.
peacadh mórain do sgrios dó, [agus]
bhúdh léir é an dara huair gan pheacadh
don druing atá ag fuireach ris, chum
slánaighthe.

## CAIB. 10.


Oir ar mbeiṫ do sgáile na
neiṫeann maiṫ do bi ċum teaċt
ag an reaċt, agus ni deilbh
fire na neiṫeann féin, ni féi-
dir leis ċroiḋe na ndaoine ṫig ċuige
do ndénaḋ, ris na hiodbairṫibsin bio
ḟoráil do ġnáṫ gaċa bliaḋna:
2. Nó go deiṁin do ċosgfeidis dá
beiṫ dá bforáil do bríġ ar mbeiṫ do
luċt na niodbartaḋsin dforáil ar na
nglanaḋ éunuáir amáin, naċ biaḋ ni sa
mó coinsias peacaiḋ aca.
3. Aċ sna [hiodbairṫib] sin, [do
niṫear] atċoimniuġaḋ na bpeacaḋ gacha
bliaḋna.
4. Oir ni féidir dfuil ṫarb agus
ġabar na peacaiḋ ċur ar gcúl.
5. Uime sin ag teaċt dó ċum a tsaoġ-
*Psal. 40. 6.* ġáil, a deir sé; * nior báil leat iod-
bairt ná ofráil, aċ do ċum tú corp
damsa.
6. A niodbairṫib loisge, agus [a
niodbairṫib] ar son peacaiḋ ni raib fonn
agad.
7. A dubairt misi an tan sin, féuċ
atáim ag teaċt (a dtosaċ an leabair atá
sgriobṫa oram) ċum do ṫolasa do
déunam a Dhé.
8. Ar na ráḋ shuas dó; nior báil
leat iodbairt ná ofráil, ná iodbartha
loisge, ná iodbarṫa ar son peacaiḋ, a-
gus ni raib fonn agad [ionnta:] (noch
do niṫear ḟoráil réir an reaċta.)
9. A dubairt seision an tan sin,
féuċ, atáim ag teaċt ċum do ṫolasa a
Dhé do déunam. Cuiriḋ sé an ċéud ni
ar gcúl, ċum an dara neiṫe do ṡeasaḋ
dó.
10. An toil ré a bfuilmidne ar an
ndéunam naomṫa, tré iodbairt ċuirp Iósa
Criosd éunuáir amáin.
11. Agus seasaiḋ gaċ sagart go
láeṫeamhuil ag minisdrálaċt agus ag
ofráil na niodbartaḋ gcéudna go mi-
nic, ris náċ féidir ċoiḋċe peacaiḋ ċhur
ar gcúl:
12. Aċt ar bforáileaḋ éin iodbarṫa
amháin ar son na bpeacadh don ti-
se, do ṡuiġ sé ar deis Dé go sior-
ruiḋe:
13. Ag fuireaċ ó ṡin amaċ, * nó *Psal. 110. 1. 1. Cor. 15.*
go gcurṫar a naimde na sdól cos *25. Caib. 1.*
roi. *13.*
14. Oir do rinne sé diongmálta go
siorruiḋe ré héin iodbairt amháin, an
dream atá ar na naomaḋ.
15. Agus do ni an spiorad naomh
mar an gcéudna fiaḋnuise dúinn: óir
ar na ráḋ dó roiṁe,
16. * As so an connraḋ déunas mé *Jer. 31.*
riu a ndiaiġ na laeṫeaḋ úd, a deir an *33.*
tiġearna, * cuirfe mé mo ḋliġṫe ann a
gcroiḋṫib, agus sgriobṫaḋ iad ann a
nintinnib:
17. Agus cuirfe mé a bpeacaiḋ agus
a naimdliġṫe as mo ċoimne feasda.
18. Agus sa náit ann a bfuil mai-
ṫeamnas na neiṫeannso, ni bfuil iodbairt
ar son peacaiḋ ann ni sa mó.
19. Ar a naḋbarsin a ḋearbráiṫ-
re, ó atá saoirse aguinn ré dul a steaċ
don naomiosdaḋ tré ḟuil Iósa,
20. An tsliġe nuáḋ beó noch do
ullmuiġ sé dúinn ré na bás, tréas an
mbrat, as ionann sin ré a ráḋ agus
tré na feóil féin,
21. Agus tré ṡagart mór, ag a
bfuil ceannas tiġe Dé:
22. Druideam ar an naġaiḋ maille
ré croiḋe firinneaċ sáirdeimneaċ a gcrei-
deam, ar mbeiṫ dár gcroiḋṫib ar na
ccroṫaḋ ó droċċoinsias:
23. Agus ar mbeiṫ dár gcorp
ionnailte ré huisge glan, congmam gan
ċorruiḋe admáil ar muiniġne, (óir as
dileas an ti ṫug geallaḋ dúinn.)
24. Agus tugam dar ge dhá ċéile,
ionnus go mbeam dár mbrosduġaḋ féin
ċum gráḋa agus deaġoibriġeaḋ:
25. Gan tréigean an ċomċruinniġe
do niomċóid a gceann a ċéile, do réir
nóis druinge áiriġe: aċ ag teagusg
[a ċéile,] agus go maḋ móide [déanam
sin] an méid as léir dhib an lá úd ag
druid [rinn.]
26. * Oir dá bpeacaiġeam déuntoisg *Caib. 6. 4.*
tar éis eólais na firinne do ġabáil
dúinn,

ċugaibh, ni ḟagtar iodbairt [agaibh] ni sa mó ar son na bpeacaḋ:

27. Aċ feitheamh boġlaċ ris an mbreitheamhnus, agus ré teas na teineaḋ, noċ sloigfeas an náimhdeaḋ.

28. An ti do beir tarcaisne air reaċt Mháoise, do ġeib sé bás gan
* Deut.19. truáighe tré * fiadhnaise deise nó
15. Math. triur:
18. 16. 29. An é nác dtuillfiḋ (do réir
Eóin.8.17. bur mbaramhlasa) an ti saltras mac
2 Cor.13.1 Dé fá na ċosaibh, agus measas fuil an ċonarta lér naomaḋ é [beiṫ] neamhġlan, agus do beir masla do spiorad na ngrás, pionús as ro mó ná sin?

30. Oir as aithniġ dúinn an ti a
* Deut.32. dubhairt, * is leamsa dioġaltus do ḋéu-
35. Rómh. nam; do ḋéun cúitiuġaḋ uáim, a deir
12. 19. an tiġearna. Agus a ris, * do ḋéuna
* Deut. 32. an tiġearna breitheamhnus ar a ṗobal.
36. Psal.
50.4. 31. As ni roboġlaċ tuitim a lámaibh an Dé bi.

32. Bioḋ atċoimne agaibh a ris ar na laeṫib do ċuáiḋ ṫoraibh ann a rababhar tar éis bur soillsiġe ag fulang ṫroda móire a mbuáiḋeartaibh.

33. Cuid de, an tan do rinneadar các sgatán dib, maille ré masla agus ré buáiḋeartaibh; agus cuid eile an tan do rinneaḋ sib bur gcompánaibh don druing do bi sa rioċt ċéudna sin.

34. Oir do bábhar ag fulang má róin riomsa um ġeibeannaibh, agus do ġababhar ċugaibh go luaṫġáireaċ fáoḃaḋ bur maoine, ar mbeiṫ a fios agaibh ionnaibh féin go bfuil maoin sioruiḋe as fearr [ná sin] agaibh ar neamh.

35. Uime sin ná teilgiḋ uáib bur muiniġin adhmálaċ, agá bfuil mórlúaċ saoṫair.

36. Oir atá foiġid na riaranus orraibh, ionnus ar ndéunam tola Dé ḋib, go bfuiġe sib [toraḋ] na ngeallamhna.

* Habac. 2. 37. * Oir sgeal ro beag go fóill,
3. tiucfaiḋ an ti atá ċum teaċta, agus ni ḋéuna sé moill.

* Rómh. 1. 38. Agus * mairfiḋ an fíréun tré
17. Gal. 3. ċreideamh: gideaḋ má ṫéid sé ar ccúl, ni
11. bfuiġe manamsa son ann.

39. Gideaḋ ni sinne an drung ṫéid ar ccúl ċum dámnuiġṫe, aċ ċreideas ċum a nanma slánuġaḋ.

## CAIB. 11.

Agus a sé an creideamh as bun do na neiṫib ré bfuil dóiġ, [agus] as foillsiughadh dearbhṫa ar na neiṫibh nách bfaicthear.

2. Oir as tríd fúaradar na sinsir deaġteist.

3. As tré ċreideamh * tuigmid gur * Gein.1.1.
cruṫaiġeaḋ an doman tré bréiṫir Dé, ionnas go ndearnaḋ neiṫe sofaicsiona do na neiṫib dófaicsiona.

4. As tré ċreideamh * do ṫoráil * Gein.4.4.
Abel do Dhia iodbairt ni as fearr ná Cáin: tré a ndearnaḋ fiaḋnaise dó go raib sé na fíréun, ar mbeiṫ do Dhia ag déunam fiaḋnaise dá tiodlaicib: agus tréd an gcreideamhsin, ar bfaġáil báis dó, labhruiḋ sé fós.

5. As tré ċreideamh * do haṫruiġeaḋ * Gein. 5.
Enóch, ċum nác bfaicfeaḋ sé an bás, 24. Eagna.
agus ni fríṫ é, do bríġ gur aṫruiġ 4. 10. Ec-
Dia é. Oir sul do haṫruiġeaḋ é, do clus.44.16.
rinneaḋ fiadhnaise ris gur taitin sé ré & 49. 14.
Dia.

6. As a bféugmais creidim ni féidir taiṫneamh ris. Oir an ti tig chum Dé, is éigean dó a ċreideamh go bfuil sé ann, agus go dtabhair sé lúach saoṫair don druing iarras é.

7. As tré ċreideamh, * ar bfaġáil * Gein. 6.
fógarṫa ó Dhia do Náoi a dtimċioll 13.
na neiṫeann nac raib fós ré na bfaicsin, ar ngabáil faitċis dó, dullmuiġ sé a náirc, do sábáil a tiġe féin: tréna ndamnuiġ sé an doman, agus do rinneaḋ oiġre na fíréuntasa atá tré ċreidim de.

8. As tré ċreideamh * dumlaiġ A- * Gein.12.
braham ar na ġairm, ag imṫeaċt go hio- 4.
naḋ noc do ġeubaḋ sé na diaiġ sin doiġreaċt: agus do triall sé roime gan a fios aige cá háit ann a raib sé ag dul.

9. As tré ċreideamh do ċomnuiġ sé

a

a dtír na ngellamhna, amhuil a dtír coi-
mhighthe, ar ndéunamh comhnuighe dhó a mbo-
thaibh maille ré hIsaac agus ré Iácob,
comhoighreadha na ngellamhna céudna.
10. Oir do bhí a shúil ris an gcath-
raigh úd, agá bhfuil fonndameint, agár
ab é Dia a sáor agus a chruthaightheóir.
11. As tré chreideamh mar an gcé-
* Gein. 17. udna * fuáir Sára féin neart chum síl
19. & 21. do ghabháil chuice, agus rug sí [mac]
2. tar éis í dhul tar aois [cloinne breith,]
do bhrígh gur mheas sí gur bhfírinneach an tí
tug an gealladh.
12. Uime sin do gineadh [sliocht] ó
aon amháin, agus é fós a riocht mharbh,
comhlíonmhar ré réultaibh nimhe, agus
ré gainemh thrágha na fairrge nach féi-
dir áireamh.
13. As do réir chreidimh fúaradar
so uile bás, bíodh nach bhfúaradar na
neithe do gealladh dhóibh, ach go bhfacadar
iad a bhfad úatha, agus do creideadar
* Gein. 23. iu [iad,] * agus do admhuigheadar go
4. & 47. 9. rabhadar féin na ndeóraidhibh agus na
1 Seanchas noilitheachaibh ar an dtalamh.
29. 15. 14. Oir an dream a deir na neithe-
Psal. 39. se, cuirid siad a gcéill go follas, go
12. & 119. bhfuilid siad ag iarraidh dúthaighe.
19.
15. Agus dá mbeith an [dúthaigh]
úd as a dtangadar amach ar cuimhne
aca, do bhí ám aca ré filleadh uirre a nais:
16. Ach a nois atá a ndúil a ndú-
thaighe as fearr, eadhon sa [dúthaigh] neamh-
dha. Uime sin ní nár lé Dia dá dtoibh-
sean, a Ndia do ghairm de. Oir do ull-
muigh sé cathair dhóibh.
* Gein. 22. 17. As tré chreideamh * do fhoráil
9. Abraham Isaac, an tan do dearbhadh é,
agus an tí fuair na geallamhnacha do fo-
ráil sé a aoinghin,
* Gein. 21. 18. Lé a ndubhradh, * is a nIsáac
12. Rómh. goirfighthear do shíol:
9. 7. 19. Ar mbreathnughadh dhó gur chum-
asach Dia ar a thógbháil suas ó marbhaibh:
as ar ghlac sé é fós a gcosamhlacht.
* Gein. 27. 20. As tré chreideamh * do bheannuigh
27, 39. Isáac Iácob agus Esau, a dtáoibh na
neitheann do bhí chum teacht.
* Gein. 48. 21. As tré chreideamh * do bheannuigh
15. Iácob ag fagháil bháis dó, dias mac

Ióseph: agus * do rinne sé ádhbha ós * Gein. 47.
cionn a bhata. 31.
22. As tré chreideamh * do chuir Ió- * Gein. 50.
seph a gcuimhne, ag fagháil bháis dó, 24, 25
imtheacht chloinne Israel [as a Néigipt:]
agus tug sé aithne a dtimchioll a
chnámh.
23. As tré chreideamh * do cuireadh * Exod. 2. 2.
Máoise a bfolach ré na aithribh agus ré Gníomh. 7.
na mháthair feadh trí mhíos an tan rugadh é, 20.
do bhrígh go bhfacadar leanabh áluinn: a-
gus ní raibh faitcheas roimh * aithne an * Exod. 1.
rígh orra. 16.
24. As tré chreideamh * do dhiúlt * Exod. 2.
Máoise ar mbeith dhó mór, mac inghine 11.
Phárao do ghairm de:
25. Ar mbreith dhó do roghain beith
ag fulang buáidheartha a bfochair pobail
Dé, tar beith a sáimhe neamhbhúan an
pheacaidh.
26. Ar na mheas dó, gur mó an
saidhbhreas masla Chriosd, ná ionmhas
na hÉigipte: óir do bhí a shúil aige ris
an lúach sáothair.
27. As tré chreideamh do thréig sé a
Néigipt, gan faitcheas air roimh feirg an
rígh, óir do bhí sé comhláidir sin na in-
tinn, ionann agus do chifeadh sé an tí nach
féidir dfaicsin.
28. As tré chreideamh * dórduigh * Exod. 12.
sé an [túan] cásg, agus an dórtadh 21.
fola, deagla go mbeanfadh an tí do
sgrios gach céidghin, riusan.
29. As tré chreideamh * do chúadar * Exod. 14.
tréas an muir ruaidh amhail tré thior- 22.
mach: an muir léur sluigeadh na hÉi-
giptigh ar dtecht dá tteasdughadh dhóibh.
30. As tré chreideamh * do thuiteadar * Josh. 6.
ballaidhe Iericho, tar éis gabhála na 20.
dtimchioll seacht lá.
31. As tré chreideamh * nár sgrios- * Josh. 6.
adh an meirdreach Rahab a ccoimhtheacht 23.
ris an druing do bhí easumhal, * ar dta- * Josh. 2. 1.
bhairt sídheacha uáithe don lucht brath go
síothchánta.
32. Agus créd a déunaim ní sa
mó? óir do bhiadh a naimsir ro ghearr
agum ré beith ag crichsgríobhadh ar
Ghedeon, agus ar Bhárac, agus ar
Shampson, agus ar Iephte, agus ar

Dháibhi, agus an Shámuel, agus ar
na fáidhibh:
33. Noch tré chreidemh do bhuaidhigh
ríoghachda, do oibrigh fíréuntachd, do ghnó-
thuigh na ggeallamhnacha, do stop beóil na
leomhan,
34. Do mhúch neart na teinedh, do
chuáidh as ó fhaobhar an chloidhimh, tugadh
ó laige go láidirecht, do rinnedh neart-
mhar a gcath, do chuir a dteitheadh slu-
áighte na neachtrannach.
35. Do ghlacadar na mná a mairbh
ó eiséirghe. Do chéusadh drung eile
mar an gcéudna, gan suim ann a sgao-
radh aca, chum eiséirghe budh fearr dfa-
gháil dóibh:
36. Agus do dearbhadh drung eile,
re sgige, agus re sgiursadhaibh, agus
fós re géibheannaibh, agus re príosún.
37. Do clochadh iad, do gearradh ó
chéile iad, do cuireadh cathughadh orrtha,
do marbhadh re cloidheamh iad, do bhádar
ar seachrán a nunn sa nall, a gcraicnibh
caorach agus gabhar, ar mbeith dóibh
a riachdanus, dá mbuáidhreadh, [agus]
dá gcrádh.
38. Dream nár bhfiú an saoghal, ag
dul amugha a bfásaighibh, agus a sléibh-
tibh, agus a dtuaimhightibh, agus a núa-
muibh talmhan.
39. Agus ar mbeith dhóibh so uile
ar na ndearbhadh tré chreidemh, ni fuga-
dar an ngeallamhuin.
40. Ar mbeith do Dhia ag solá-
thar dhúinne an neithe as fearr, chum
gan iadsan do bheith iomlán ar bhféug-
mhuisne.

## Caib. 12.

AR a nadhbharsin ó tárrla a
chommórsin do néull fiadhnui-
sedh ar dtimcheallne mar an
gcéudna, ag cur gach uile
throime dhinn, agus an pheacaidh leanus dinn
go héusgaidh, ritheam maille re foighid
chum an chomhlanna atá romhainn:
2. Ag féuchain ar Iósa, ceannphort
agus fear críochnaighthe an chreidimh, noch
ar son an tsóláis do cuireadh as a
chomhair, do fhulaing céusadh na croiche,
ar gcur na masla tugadh dó a neamh-
shuim, agus do shuidh ar dheis árdchathaoi-
re Dé.
3. Oir smuáinighe ribh féin ar an ti
úd do fhulaing a samhail sin do chaint
do chur na aghaidh ó pheacachaibh, deagla dul
a dtuirse agus a nanbfainne dhibh ann
bhur nintinnibh.
4. Níor sheasabhair fós go fuil, ag
cathughadh a naghaidh an pheacaidh.
5. Agus a né gur dearmadabhair sibh an
foirceadal labhras ribh, amhuil re cloinn?
a mhic ná bíodh neamhshuim agad a smachd
an tighearna, agus ná teidh a nan-
bfainne an tan chronuighear sé thú.
6. * Oir smachtaighe an tighearna an * Iob.5.17.
ti ghráidhigheas sé: agus sgiursaidh sé Seanráite
gach mac ré ngabhann sé. 3.11. Tais-
béun.3.19.
7. Dá bfuilnge sibh smachdughadh, atá
Dia dá foráileadh féin orraibh, amhuil ar
chloinn. Oir cia hé an mac nach smachdai-
gheann an tathair?
8. Ach dá raibh sibh gan an smachdu-
ghadh, roinnthear ris na huilibh, go deimhin
as clann bhasdaird sibh, agus ní clann dhi-
leas.
9. Do bhádar fós ar naithreacha col-
luidhe againn na lucht smachdaighthe, agus
do beirmis urraim [dóibh:] a né nach
ro mhó ná sin béuram umhlachd dathair
na sbiorad, agus biam beó?
10. Oir do bhádarsan dár smachdu-
ghadhne beagan láethe, réir a dtola féin:
as chum ar leasa, eision iomhus go
nglacfamaois a naomhthachd san.
11. Ach ni cosmhuil smachdughadh ar
bith re headh na huaire sin do bheith só-
lásach, ach dolásach: gidheadh do bheir sé
na dhiaigh sin toradh suáimhneach na fí-
réuntachda don druing chleachtas é.
12. Uime sin * tógbhaidh suas na * Isai.35.3.
lámha díomhaóineach, agus na glúine gan
sbracadh:
13. Agus déunaidh céimniughadh dí-
reach re bhur gcosaibh, deagla a neithe atá
bacach do chlaonadh as a tslighe, ach go
madh toisga leigheósaidh é.
14. * Leanaidh síothchain ris na huile * Rómh.
dháoinibh, 12.18.

ḋóiṁib, agus neaṁṫas, [óir] gan í ni
ḟaicfiḋ éinneaċ an tiġearna.

15. Tabhraiḋ ḋe ribh fá gan éinneaċ
agaibh do ċlonaḋ ó ġrás Dé: fá gan
ḟréumh searbhuis ar biṫ do ḟás suas
dá bur mbuáiḋreaḋ, tré sa ndéuntaoi
morán neaṁġlan.

16. Deagla go mbiadh éineach na
sdriopaigh, ná neaṁdhiaga, mar Esau,
* Gein. 25. 33. * noċ do reic a ċeart óighreasa ar son
éinċiḋ amháin bíḋ.

* Gein. 27. 38. 17. Oir atá a ḟios agaibh * an tan
bá mian ris fós na dhiaigh sin an bean-
naċ ḟagháil mar oighreas, gur
diúltaḋ é: óir ní ḃfuáir sé áit aiṫ-
riġe bioḋ gur iarr sé í maille ré déu-
raib.

* Exod. 19. 12, 18. 18. Oir ní ċum an * tsléibe ṫan-
gabhar ré a ḃféudtar cumailt, ná ċum
na tineaḋ lasarrġa, ná ċum na sdoirme,
ná an doirċadais, na an ġaibhriain:

* Exod 20. 19. 19. Ná ċum fuáime an stoic, ná
ġoṫa na mbriaṫar, * agár sireadar an
drong do ċualaiḋ é dáṫċuinge gan an
briaṫar do labhairt riu féin ní sa mhó:

20. (Oir níor ḃféidir riu an ni do
* Exod. 19. 13. bí ar na aiṫne dhíoḃ diomċur, * agus
dá mbeanaiḋ fiu a nammhíde féin ris a
tsliaḃ, géubhtar do ċloċaiḃ í, nó
ġeabhaiḋ sé a tollaḋ ré gaṫ.

21. Agus do bí an ni do ċoncadar
comuáṫbasaċ sin, go ndubhairt Maoise,
atáim lán ḋfaitċios agus do ċriṫ)

22. Acht as ċum sléibe Sióin atá
sibh ar dteaċt, agus ċum caiṫreaċ Dé bí,
ċum na Hierusalém neaṁḋa, agus ċum
cróḋsa na mílteaḋ aingeal,

23. Agus ċum coiṁtionóil gaċa
céidġine noċ atá sgriobṫa ar neamh,
agus ċum Dé breiṫeaṁ na nuile, agus
ċum spiorad na bfírèun ndionġmálta,

24. Agus ċum Iosa eidirmeadhon-
* 1 Phead. 1.2. ṫóir na tiomna nuáiḋe, * ċum na fola
do craiṫeaḋ, labhras ní as ḟeárr na
Abél.

25. Tabhraiḋ dá bur naire gan éura
do ṫabhairt don tí lábhras [ribh:] óir mu-
na deachaidh an drong úd as, tug diúltaḋ
don tí labhair riu as us Dé ar an dta-
lam, a ré nác luġa na sin raċmaoidne
as, dá ndiúltam don tí [atá] ó neaṁ?

26. Agár ċriotnaigh an talam a
nuáir sin ré na ġuth: agus a nois
tug sé geallaḋ úaḋ, ag ráḋ; * fós * Hag. 2.6.
éunuáir eile craiṫfe mé, ní hé amáin an
talaṁ ar criṫ, aċ neaṁ mar an gcéud-
na.

27. Agus foillsighiḋ an ráḋ so,
fós éunuáir eile, áṫruġaḋ na neiṫeann
atá neaṁseasmaċ, mar atá na neiṫe do
rinneaḋ, ionnus go mbiaḋ na neiṫe do-
ġluáisde comnuiġeaċ.

28. Uime sin ar bfaġáil ríoġaċta
dhuinn nác féidir a ċorruġaḋ, bioḋ
grás againn, tré na bféudfam seirbhis
a ḋéunam do Dhia ann a mbiaḋ dúil
aige, maille ré náire agus ré faitċios.

29. * Oir as teine dhianloisgeaċ * Deut. 4. 24. & 9.3.
ar Ndiane.

---

## CAIB. 13.

Bioḋ * grádh bráiṫreaṁail go *Rómh. 12. 10.
comnuiġeaċ [eadruibh.]

2. * Ná dearmadaigh deoṁ- *Rómh. 12. 13. 1 Pheadair 4.9.
nas: * óir dá réir so tu-
gadar drong áiriġe aoiḋeasa daingliḃ * Gein. 18. 3. & 19. 2.
gan fios dóib féin.

3. Bioḋ cuiṁne agaibh ar an droing
atá ceangailte, amhail coiṁċeangailte
riu: [agus] ar an droing fhuilngeas
anróġ, ar mbeiṫ dhíb féin fós sa gco-
lainn.

4. [As] onórać an pósaḋ a measg
na nuile, agus an leabaiḋ neaṁsalaċ: aċ
béurraiḋ Dia breiṫ ar lus na drúise a-
gus a nadaltrannais.

5. Seaċnaiḋ sibh féin ar saint: go
maḋ lór libh na neiṫe atá a laṫair agaibh.
Oir a dubhairt an tiġearna, * ní ḋeloċa * Deut. 31. 8. Josh. 1. 5.
mé riot, agus ní ṫréigfeaḋ tú:

6. Ionnas gur féidir linn a ráḋ go
dána, * sé an tiġearna mfear cabharta, * Psal. 56. 4, 11. & 118. 6.
agus ní biáiḋ eagla oram fá ní dár
féidir do ḋuine ḋéunam oram.

7. Bioḋ cuiṁne agaibh ar lus bhur
dtreóraiġe, noċ do labhair briaṫar Dé
ribh: [agus] leanaiḋ dá gcreidem, ag
tabhairt ḋe ré crioċ a gcoimbearsáide.

8. Iosa Criosd a né agus a niugh, agus go siorruidhe, an ccéudna.

9. Ná gluaisidhear sibh fá gcuairt re teagusgaibh éugsamhla coimhthigheacha: óir as maith an croidhe beith dhiongmhálta a ngrás, ní a mbiadhaibh, nach dearnaidh a dtarbha don druing do ghnáthaigh iad.

10. Atá altóir aguinne, dá nach bfuil a gcumhasaibh na druinge do ní seirbhís don tabernácail [ní] ithe.

11. Oir na hainmhinnthighe agá mbeirthear an tárdsagart a bfuil leis a steach don naomhdhadh naomhtha ar son peacaidh, * loisgthear a gcuirp don taobh a muigh don champa.

12. Uime sin do fhulaing Iosa an páis mar an gceudna don taobh amuigh don gheata, chum an pubail do naomhadh dó re na fhuil féin.

13. Ar a nadhbharsin imthighem amach as an gcampa chuigesin, ag iomchur masla ar a son.

14. * Oir ní bfuil cathair chomhnuigheach aguinn an so, ar atá iarruidh aguinn ar an [gcathraigh] atá chum teacht.

15. Uime sin forailem thrídsion do ghnáth iodhbairt molta do Dhia, * eadhon toradh na mbeól admhuigheas a ainm.

16. Ná dearmaduidh maith agus cumann do dheunamh, * óir bí dúil ag Dia an a samhuil sin diodhbairtaibh.

17. * Tabhruidh umhlas do lucht bhur dtreóruighthe, agus islighe sibh féin [dóibh:] óir bíd siad ag faire bhur nanmann mar an lucht bheurus cuntas uatha: chum so do dheunamh dóibh maille re gáirdeachas, agus ní re hosnaighibh: óir as neamhtharbhach dhibhse so.

18. Déunaidh urnuighe ar ar soinne, óir is meanmnuigheach sinn as coimhfhios maith do beith aguinn, ar mbeith fonnmhar dhuinn ar sin féin diomchar go cubhaidh sna huile neithibh.

19. Agus as móide sirim so oraibh, ionnus go madh luathaide gheabhus sibh mé aiseag dhibh a rís.

20. Agus Dia na síothchána tug ar ais ó mharbhaibh an tighearna Iosa, árdbhuachaill na gcaorach, tré fhuil an chonnartha siorruidhe.

21. Go ndéuna sé sibh dhiongmhalta sa nuile deaghobair, chum a thola do dheunamh, ag oibriughadh ionnaibh an neithe as genamhuil na fhiadhnuise, tré Iosa Criosd, dá bfuil glóir go saoghal na saoghal. Amén.

22. Iarruim fós dhaoibh a dhearbhraithre, briathar an tsóláis dfhulang dhibh: óir do sgriobh mé go haithghearr chugaibh.

23. Biodh a fhios agaibh gur sgaoileadh an dearbhráthair Timoteus, an tí ré a rachamé bhur bfeucain, (má thig sé go goirid.)

24. Tabhruidh rabh bhur nuile lucht treóruighe, agus na naoimh uile. Cuirid na Headáilligh a mbeannachd chugaibh:

25. Grása maille ribh uile. Amén.

* Lebhit. 14.11. & 6.30. & 16.27.
* Mich. 2. 10.
* Hose. 14. 2.
* Phil. 4. 18.
* 1 Tessal. 5.12.

# EPISTIL GHINEARALTA SHEUMUIS ABSDAIL.

## CAIB. I.

CUirridh Séumus sgeirbhfoghan-
tighe Dé agus an tighearna
Iósa Críosd, chum an dá
threibh dhéug atá sgaptha
ó chéile, beatha agus sláinte.

2. A dhearbhráithre, measaidh na ró
ghairdeachas, an tan thuitfeas sibh a gcai-
thightibh éugsamhla.

* Rómh.5. 3. 3. * Ar mbeith a fhios agaibh go
noibrighionn dearbhadh bhur gcreidimh, foi-
ghid.

4. Agus bíodh obair dhiongmhálta ag
an bhfoighid, chum sibh féin do bheith diong-
mhálta, iomlán, gan easbhaidh einneithe.

5. Agus má atá einneach agaibh a
nesbhaidh eagna, iarradh * [í] ar Dhia,
* Math. 7. 7. noch do bheir go fairsing uadh do na hui-
libh, agus nach déun maoidheamh: agus do
bhéurthar dó í.

6. Ar iarradh sé maille re crei-
deamh, gan bheith amhrasach ar éunchor:
óir an tí ar a mbí amhrus, is cosmhail
é re tuinn fairrge gluaiseas ris an
ngaoith, agus bhíos dá tiomáin a nunn sa
nall.

7. Ná saoileadh an tí sin go bhfuighe
sé einni ón dtighearna.

8. Fear dá intinne, neamhsheasmhach na
uile shlightibh.

9. Agus bíodh gáirdeachas ar an
dearbhráthair atá íseal fá é féin árdu-
ghadh:

10. Agus ar an tsaidhbhir fá é
* Isa.40.6. féin ísliughadh: * óir biáidh sé ag téur-
1 Phead.1. 24. nóg mar bhláth na luibhe.

11. Óir [amhuil] éirgheas an ghrian
ar néirghe an losaibh re teas, agus thu-
iteas a bláth, agus théid maise a faic-
sina ar gcúl: is amhlaidh sin sheargh-
fus an duine saidhbhir ann a shlightibh.

12. * Is beannuighe an tí iomchras * Job.5.17.
cathughadh: óir tar éis a fhagála dearbh-
tha, do gheabhaidh sé coróin na beatha,
noch do gheall an tighearna don druing
ghráduigheas é.

13. Ná habradh éinneach an tan bhíos
a gcathughadh, is ó Dhia chuirthear ca-
thughadh oram: óir ni féidir cathughadh
a nuile do chur ar Dhia, agus ni chuireann
sé cathughadh ar éinneach.

14. Ach bi gach éinneach a gcathughadh, an
tan tharraingeas, agus bhréugas a ainmi-
ana féin é.

15. Na dhiaigh sin ar ngabháil
toirrcheasa chuige don nainmhian, beiridh
sé peacadh, agus an tan chríochnaighthear
an peacadh, beiridh sé bás.

16. Ná bíodh seachrán oraibh a dhear-
bhráithre gráḋacha.

17. Is a nuas atá gach deaghtha-
bhartus, agus gach tiodhlacadh diong-
mhálta, ag teacht ó athair na soillse, ar
nach dtéid atharughadh, ná fiú sgáile claoch-
lóigh.

18. Is dá thoil féin do ghein sé
sinne re bréithir na firinne, chum bheith
dhúinn ar gcéud thorthaibh dá chréatúrai-
bhion.

19. Uime sin a dhearbhráithre grádh-
acha, bíodh gach éinneach ullamh chum éisdeachta,
mall chum labhartha, mall chum feirge.

20. Óir ni oibrighionn fearg duine fi-
réuntacht Dé.

21. Uime sin ar gcur uaibh na huile
neamhghloine, agus iomarcaidh mailíse,
gabhaidh chugaibh maille re ceannsacht an
briathar atá ar na phlanndughadh ionnaibh,
lear féidir bhur nanmanna shlánughadh.

22.* Agus

* Matk. 7. 21. Rómh. 2. 13. 22. * Agus bigidh bar lus na bréithre cur a ngníomh, agus ní bur lus a héisdeachta amáin; dá bur mealladh féin.

23. Oir dá néisdigh éinneach ris an mbréithir, agus nach déun sé dá réir, as cosmhuil é ré duine bhíos ag breathnughadh a ghnúise nadúrtha a sgathán.

24. Oir ar na breathnughadh féin dó, imthighe roimhe, agus ar ball dearmadaigh sé créd bá é a chosamhlas féin do dhuine:

25. As an tí féuchas go grinn ar an reacht diongmhálta na saoirse, agus chomhnuigheas [ann,] do brigh nach fear éisdeachta dearmadach é, ach fear gníomha do dhéunamh, biaidh sé beannuighe ann a ghníomh féin.

26. Má atá aoinneach eadruibh lér cosmhuil beith riaghalta, [agus] nach cconnbhann srian ré na theangaidh, ach bhíos ag mealladh a chroidhe féin, as díomhaoin riaghail an tise.

27. As so an riaghail ghlan gan cháidhe a bhfiadhnuise Dé agus a athar, [gédon] dul dféuchain na ndílleachdadh, agus na mbaintreabhach a nám a riachtanuis, neoch é féin do choiméud gan cháidhe ón tsaoghal.

---

## CAIB. 2.

A Dhearbhráithre, ná bíodh creidemh ar dTighearna glórmhar Íosa Críosd agaibh maille

* Lebhit. 19. 15. Deut. 1. 17. & 16. 19. Seanrdite 24. 23. ré * féuchain do phearsannaibh seach a chéile.

2. Oir dá dtí neach a steach dá bhur gcoimhthionól ar a mbiaidh fáinne óir, a néudach lonnrach, agus go dtiucfaidh duine bocht mar an gcéudna a néudach thruaillighe:

3. Agus go mbiaidh féuchain agaibh don tí ar a mbí an téudach lonnrach, agus go naibeóra sibh ris, suighe sa mhonadh onórachsa: agus go naibeóra sibh ris an duine bocht, seasaimhse ann sin thall, nó suidh ann so faoi sdól mo chos:

4. A né nach bhfuil sibh ag breathnughadh eadruibh féin, agus do rinneadh breitheamhain díbh go ndroch smuaintighibh?

5. Éisdigh a dhearbhráithre gradhacha, a né nár thog Dia bochta an tsaoghailse, saidhbhir a gcreidemh, agus na noighridhibh na rioghachta noch do ghell sé don druing ghrádhaigheas é?

6. Ach tugabhairse easonóir don bhocht. A né nach déunaid na saidhbhir ro iomarcaidh oraibh, agus a né nach dtarraingid sibh chum breitheamhnais?

7. A né nach dtabhraid siad masla don ainm oirdheirc as a nainmnighthear sibh?

8. Gidheadh dá gcoimhliona sibh an reacht rioghdha do réir an sgrioptúir; * Grádhaigh do chomharsa mar thú féin, as maith * Lebhit. 19. 18.
do ní sibh [é:] Rómh. 13. 9.

9. Ach má bhíonn féuchain do phearsannaibh seach a chéile agaibh, do ní sibh peacadh, [agus] éiligheathar sibh ón reacht mar lucht sáraighe.

10. Oir gidh bé neach choimhlíonfus an reacht uile, agus gheubhas tuisleadh a néunaithne amháin, atá sé ciontach ionnta uile.

11. Oir an tí a dubhairt, ná déun adhaltranas, a dubhairt sé mar an gcéudna, ná déun dúnmharbhadh. Agus bíodh nach déun tú adhaltranas, ach go ndéun tú dúnmharbhadh, do rinneadh fear sáraighe an reachta dhiot.

12. Go madh hamhlaidh labhraoidhe, agus go madh hamhlaidh déunas sibh, mar an lucht ar a ndéuntar breitheamhnus tré reacht na saoirse.

13. Oir breitheamhnus gan trócaire don tí nach dearnadh trócaire: agus do ní an trócaire gáirdeachas a naghaidh an bhreitheamhnais.

14. Créd é an tarbha, a dhearbhráithre do neoch a rádh go bhfuil creidemh aige, agus gan oibreacha aige? an bhféadann an creidemh a shlánughadh?

15. Oir dá raibh dearbhráthair nó deirbhshiúr lomnochta, agus a riachtanas na beatha laethamhla:

16. Agus go naibeóradh neach agaibhse riú, imthighe romhaibh a síothcháin, goraidh sibh féin, agus líonaidh bhur mbolg,

agus

agus gan síb do ṫabhairt na neiṫeann atá na riachtanas ar an gcolainn dóibh, créd é tarbha sin?

17. As amhlaidh sin an ċreideamh mar an gcéudna, muna bhfuil oibreaċa aige, atá sé marbh ann féin.

18. Acht a déurfaidh neaċ éigin, atá creideamh agadsa, agus atáid oibreaċa agamsa: taisbéinse damsa do ċreideamh a bhféugmhais hoibreaċa, agus taisbéunadsa mo ċreideamh duitse as mo oibreaċaibh.

19. Creidigh tusa go bhfuil aon Dia ann: as maiṫ do ní tú [sin:] creidid na deamhain féin mar an gcéudna, agus criothnaighid siad.

20. Acht a dhuine díomhaoin, an mian leat a fhios dfhagháil, gur marbh an creideamh gan oibreaċaibh?

21. A né naċ ó oibreaċaibh do rinneadh ar naṫair Abraham fíréunta, an tan dfhoráil sé a mhac Isaac ar a naltóir?

22. A né naċ léir duit go raibh an creideamh ag comhoibriughadh maille ré na gníomharthaibh, agus gur ab as na gníomharthaibh do rinneadh an creideamh diongmhálta?

23. Agus do coimhlíonadh an sgriobtúir a deir, * do ċreid Abraham do Dhia, agus do measadh dó é na fhíréuntas, agus do goireadh caraid Dé de.

*Gein. 15. 6. Rómh. 4. 3. Gal. 3. 6.

24. Ar a nadhbharsin do ċí sibh gur ab as oibreaċaibh do níṫear duine fíréunta, agus naċ as creideamh amháin.

25. Agus mar an gcéudna fós an meirdreaċ Rahab, a né naċ as oibreaċaibh do rinneadh fíréunta í, an tan tug sí aoidheaċt do na teaċtaireadhaibh, agus do ċuir sí uaiṫe iad a slighe eile?

26. Oir amhail is marbh an corp a bhféugmhais na spioraide, as amhlaidh sin mar an gcéudna bhíos an creideamh marbh gan oibreaċaibh.

## Caib. 3.



Dhearbhráiṫre, ná déunaidh iomad maighistreaḋa, ar mbeiṫ a ḟios agaibh gur móide an breiṫeamhnus glacfamaoid.

2. Oir cionntuighmid uile a mórán do neiṫibh. Gidh bé naċ cciontuigheann a mbreiṫir, as duine diongmhálta é, léur féidir fós srian do ċur ris an gcolainn uile.

3. Féuċ, cuirmid srianta a mbeólaibh na neaċ ċum iad umhlughadh dhúinn, agus do beirmid ar a gcorp uile iompóg fá gcuáirt:

4. Féuċ, mar an gcéudna na longa, bíodh go bhfuilid ro mhór, agus go ngluáisdear iad ré gaoṫaibh garbha, fós iompoighṫear iad fá gcuáirt ré stiúir ro big, gidh bé ar biṫ áird a dtoghradh fear na stiúire:

5. As amhlaidh sin as ball beag an teanga, agus do ní mordháil mhór: féuċ, créd é méud a nadhbhair lasas ré teine big.

6. Agus as teine an teanga, domhan na héugcóra: as mar sin atá an teanga ar na suidheadh a measg ar mball, go salċann an corp uile, agus go gcuireann ar lasadh sdaid ar mbeaṫa ó geinṫear sinn, agus is ó ifrionn lastar í.

7. Oir ceannsuighṫear, agus do rinneadh ceannsa ris a nadúir dhaonna, gach uile nádúir ainmhinteadh nallta, agus éunlaiṫe, agus na neiṫeann snámas an talamh agus a nfairrge:

8. Aċt ní héidir dhaoineaċ an teanga ceannsughadh: olc doriánta, lán do nimh mharbhṫaigh.

9. Do beirmid ria glóir do Dhia agus don naṫair, agus bímid ag mallughadh na ndaoine ria, noċ do cruṫuigheadh do réir cosamhlas Dé.

10. Tig mallughadh agus beannughadh as éun béul amháin. A dhearbhráiṫre, ní cóir na neiṫese beiṫ mar so.

11. An gcuireann tiubraid uáiṫhe

amach as éin tsligh amháin, [uisge]
milis agus searbh?

12. An féidir a dhearbhráithre, do
chrann fige, cróna chrainn ola tabhairt úadh,
nó do chrann finemhna figighe? is amh-
laidh sin nach [féidir] do thiobraid ar bith
uisge sáile agus fioruisge do thabhairt
úadh.

13. Cia [atá] na dhuine eagnaidhe
iulmhar eadraibh? taisbéunadh sé oibre-
cha féin as a choimbhearsáid mhaith, maille
ré cheannsas eagna.

14. Gidheadh má bhíonn séarbhus tnúta,
agus brosdughadh feirge agaibh ann bhur
gcroidhthibh, ná déunaidh mórdháil, ná
bréug a naghaidh na firinne.

15. Ni ó neamh thig an eagnasa, acht
atá si talmhuidhe, colluidhe, diablaidhe.

16. Oir sa náit ann a bhfuil tnúth
agus consbóid, bi buáidhirt ann, agus
gach uile dhroichghníomh.

17. Acht an eagna úd ó neamh, atá si
glan ar tús, na dhiáigh sin siothchánta,
ceannsuigh, soitheagaisg, lán do thrócaire a-
gus do dheaghthorthaibh, gan chlaon gan
fhalláss.

18. Agus síolchuirthear toradh na
firéuntachta a siothcháin, do lucht déunta
na siothchána.

---

## CAIB. 4.



CRéd as [a néirghid] coghtha
agus coimhrac eadraibh? a
né nach úadh so, eadhon ó
bhur nanntoluibh féin bhíos
ag cathughadh ann bhur mballaibh?

2. Santuighe sibh ni, agus ni bhíonn sé
agaibh: bi sibh ag marbhadh agus ag
iomthnúthughadh, agus ni féidir libh ni
fhagháil: do ni sibh comhrac agus co-
gadh, agus ni bhíonn ni agaibh, do brigh
nách iarrann sibh.

3. Iarraidh sibh agus ni gheibh sibh
éinni, do brigh go niarrthaoi go holc,
ionnus go mbiadh sibh ag caitheamh ré bhur
mianghusaibh féin.

4. A fhiora agus a mhná a nadhal-
tranais, a né nach bhfuil a fhios agaibh
gur naimhdeanus a naghaidh Dé, cáirdeas
an tsaoghailse? uime sin gidh bé lér
mian an saoghal beith na charaid aige,
do ni sé namhaid Dé dhe féin.

5. An saoileann sibh gur dhiomhaoin a
deir an sgriobtuir, go mbi an spiorad
chomhnuigheas ionnainn fonnmhar a dtnúth?

6. Gidheadh do beir úadha grása ni
sa mhó, uime sin a deir sé; * cuiridh *Seanráite
Dia a naghaidh na nuáibhreach, ach do beir 3. 34.
grása do numhal. 1 Phead.

7. Uime sin umhluighe sibh féin do 5.5.
Dhia, * cuiridh a naghaidh an diabhail, a- * Ephis. 4.
gus teitfidh ré uáibh. 27.

8. Druidigh ré Dia, agus druidfe
sé ribh: glanaidh bhur lámha a pheacacha, a-
gus glanaidh bhur gcroidhthe a lucht na
dá intinne.

9. Fulngidh ansógh, agus déunaidh
móidh agus gul. Iompoighthear bhur
ngáire a ndoilgheas, agus bhur ngáirde-
chas a ndóbrón.

10. * Isliġe sibh féin a bhfiadhnuise * 1 Phead.
an tighearna, agus áirdeócha sé sibh. 5.6.

11. Ná labhraidh go holc ar a chéile,
a dhearbhráithre. An ti labhras go holc
ar a dhearbhráthair, agus an ti damnui-
gheas a dhearbhráthair, labhruigh sé go holc
ar an reacht, agus damnuighe sé an reacht.
Agus má damnuigheann tu an reacht, ni
fear coimhlíonta an reachta tú, ach brei-
theamh.

12. Atá aon ann do beir reacht úadha,
agá bhfuil cumhachta slánta agus sgri-
osda: * cia thusa damnuigheas neach * Rómh.
eile? 14.4.

13. * Súd chuige sibh a nois a dhream * Seanráite
a deir, rachamaoid a niugh nó a márach dá 27. 1.
samhail so do chathraigh, agus do dheu-
namh comhnuighe innte feadh bliadhna, agus
biam ag reic agus ag ceannach, agus ag
fagháil eudála.

14. Agus fós gan a fhios agaibh
créd é [bhur ccor] a márach. Oir créd
lér cosmhuil bhur mbeatha? ré gal bhíos
ré fhaicsin ar feadh tamaill, agus na
dhiáigh sin théid a neimhni,

15. Sa náit ar chóir dhibh a rádh,
* do thoil an tighearna, agus dá rabhum * 1 Cor. 4.
beó, dhéunam so nó súd. 19.

16. Acht

16. As a nois do ni sibh mordháil as bhur núabhar féin: is olc gach mórdháil dá samhuil sin.

17. Uime sin an ti atá iúlmhar ar maith do dhéunamh, agus nach déun í, as peacadh dhó é.

---

CAIB. 5.

AG súd chughe sibh a nois a dhaoine saidhbhre, déunaidh gul agus uáillfeartach, ar son na namgar tiucfus oraibh.

2. Atá bur saidhbhrios lobhtha, atá bur gculuidheacha ar na ithe ó mhiolaibh críona.

3. Atá bur nór agus bur náirgead ar ngabhadh meirge, agus biaidh a meirg na fiadhnaise bur nadhaigh, agus cnaoidhfidh sí bur bfeóil mar teine: do rinneabhar ciste fá chomhair na laethedh ndeighenach.

4 Féuch, atá túarasdal an lucht oibre do bhean bur ngort do chúnaimh sibh úatha, ag éighmhe, agus do chúadar éighme an lucht búana a steach a gcluasaibh thighearna na slógh.

5. Do chaitheabhar bur mbeatha a sáimhe agus a macnus ar an dtalamh: tugabhar oileamhain dá bur gcroidhthibh amhail a ló féusda.

6. Do dhamnaigh [agus] do mharbh sibh an firéun, [agus] níor chuir sé bhur nadhaigh.

7. Uime sin a dhearbhráithre, bighidh foighideach go teacht an tighearna. Féuch, bi an treabhach ag fuireach ré toradh mórluáidh na talman agus fanaidh sé ris maille ré foighid, nó go bfaghaidh sé fearthuin na maidne agus an trátha nóna.

8. Bighidhse mar an gcéudna foighideach, [agus] neartaighe bur gcroidhthe, óir is fogus dhúinn teacht an tighearna.

9. Ná bighidh ag gnúsachtaigh ar a chéile a dhearbhráithre, deagla bur ndamnaighthe. Féuch, atá an breitheamh na sheasamh ag an dorus.

10. Gabhaidh chugaibh a dhearbhráithre, na fáidhe do labhradar a nainm an tighearna, mar eisiompláire fulaing anróig agus foighide imchéine.

11. Féuch, measmaoid gur sona an drong beir fulang úatha. Do chualabhar teacht Iob, agus do chonnairc sibh críoch an tighearna. Oir atá an tighearna lán do thruáighe agus do thrócaire.

12. Agus roimh na huile neithibh a dhearbhráithre, * ná tabhraidh mionna, mar atá neamh, ná talamh, ná mionna ar bith eile: ach go madh hé bur [gcomhrádh] asead, asead, agus ni headh, ni headh: deagla tuitsin dhibh a ndamnughadh. * Math. 5. 34.

13. An bfuil éinneach eadraibh ar na buáidhreadh? déunadh sé urnaighe. An bfuil subhachas ar éinneach? canadh sé sailm.

14. An bfuil éinneach éugcruáidh eadraibh? cuireadh sé fios ar sinsearaibh na heaglaise, agus déunuidis guidhe ar a son * ar na ungadh dhóibh ré hola a nainm an tighearna. * Marc. 6. 13.

15. Agus sábhálfaidh urnaighe an chreidimh an teasláin, agus tóigéubhaidh an tighearna súas é, agus má rinne sé peacaidh, do geabhaidh sé maitheamhnas ionta.

16. Admhaighe [bur] gcionta dá chéile, agus déunaidh guidhe ar son a chéile, chum go leigheósfaidh sibh. [Oir] as mór an brigh atá a nurnaighe dúthrachtaigh a nfiréin.

17. Do bi Elias na dhuine anbfann cosmhail ruinne, agus * do ghuidh sé go dúthrachtach fá gan fearthuin do beith ann: agus ni dhearnadh fearthuin ar an dtalamh feadh trí mbliadhan agus sé mios. * 1 Riogh. 17. 1.

18. Agus * do ghuidh sé a ris, agus tug neamh fearthuin úadha, agus tug an talamh a toradh. * 1 Riogh. 18. 42, 45.

19. A dhearbhráithre, * má atá dhuine ag bur measg ar ndul ar seachrán ón bhfirinne, agus gur iompóigh éinneach é, * Math. 18. 15.

20. Bíodh a fios aige go sábhfaidh an ti do iompóigh an peacach ó seachrán a shlighe, anam ó bhás, agus go gcuirfe folach ar iomad peacadh.

# CEUD EPISTIL GHINEARALTA PHEADAIR ABSDAIL.

## CAIB. I.

PEadar absdal Iosa Criosd,
chum na gcoigcrioch atá
sgarta ó chéile ar feadh
Phontus, Ghalátia, Chap-
padócia, na hÁsia, agus na Bitinia,
2. Ar na dtogha do réir réimhfhios
Dé athar, chum naomhthadha na spioraide,
* Eabhr. tré umhlas agus * chrothadh fola Ío-
12. 24. sa Criosd: grása agus síothcháin go
ro líonmhar maille ribh.
* 2 Cor. 1. 3. * Glóir agus moladh do Dhia,
3. Ephes. 1. eadhon dathair ar dtighearna Iosa Criosd,
3. noch do aithghin sinn do réir a mhórthró-
caire, chum beómhdhuighne, tré eiséirghe
Iosa Criosd ó marbhaibh,
4. Chum oighreachta neamhthruaillighe
gan cháidhe, nach dtéid a seirge, coimheud-
tar ar neamh fá bhur gcomairse,
5. Chumhdaighther ré neart Dé tré
chreideamh, chum slánuighe atá ullamh ré a
foillsiughadh sa naimsir deigheanaigh.
6. An ni ann a bhfuil sibhse ag déunamh
gáirdeachais, bíodh go bhfuil sibh a nois
ré seal (má atá na riachtanus) fá
thuirse a gcathuighthibh éugsamhla:
7. Ionnus go bhfuighthidh dearbhadh bhur
gcreidimh is rouáisle na ór téid a
neimhni, bíodh go ndearbhthar é lé teine,
na mholadh agus na onóir agus na
glóir an tan foillseóchas Iosa Criosd
é féin:
8. An ti dá dtugabhair grádh, bíodh
nach bhfacabhair é: ann a bhfuil sibh a nois
ag creideamh, gé nach léir dhíbh é: [agus
as] a ndéuntaoi gáirdeachas ré luath-
gháire dofhaisnéis glórmhar:
9. Ag glacadh chríche bhur gcrei-
dimh, sláinte na nanman.

10. An slánughadh ar a ndearnadar
na fáidhe lorgaireacht agus cuardughadh
noch do rinne fáidhdóireacht ar an ngrás
[do thiucfadh] chugaibhse,
11. Ag cuardughadh créd í a nuáir
nó a náimsir do foillseóchadh spiorad
Chriosd noch do bhí ionnta, ag déunamh
réimhfhiadhnuise ar na neithe do bhí a ndán
do Chriosd fulang, agus an glóir
romhór do leanfadh dhiobh:
12. Dár foillsigheadh, nach dóibh féin
acht dúinne do dhéunaidis ministrálacht
na neithean atá a nois ar na bhfoillsiu-
ghadh dhibhse leis an druing lér sean-
móireadh an soisgéul dibh tré an
spiorad naomh do cuireadh ó neamh a nuas:
na neithe is mian ris na hainglibh faic-
sin.
13. Uime sin ar gcreasughadh lea-
sraigh bhur ninntinne dhibh, maille ré mea-
sarrachas, biodh dóchas diongmhálta
agaibh as an ngrás atá ar na tabhairt
chugaibh a dtaisbéunadh Iosa Criosd,
14. Mar chloinn na humhlachta, gan
bheith dhibh dá bhur ndeachumadh féin ris na
hanmiannaibh [do ghnáthaigh sibh] roimhe,
ann bhur nainbhfios.
15. Acht do réir mar atá an ti do
ghoir sibh naomhtha, bighidhse mar an
gceudna naomhtha sa nuile chomhbhear-
ráidh.
16. Do brigh go bhfuil sgriobhtha,
* bighidhse naomhtha, óir atáimse naomhtha. * Lebhit.
17. Agus dá ngoirthi sibh athair don 11.44 &
ti * do ni breitheamhnus do réir gníomha 19. 2. &
gach aoin, gan féuchain do phearsannaibh seach 20. 7.
a chéile, caithidh aimsir bhur noilithre * Deut. 10.
maille ré faitcheas. 17. Rómh.
18. Ar mbeith a fios agaibh nach lé 2. 11.
[neithibh] truaillighe, ré hairgead ná
hór

hór do fuasglaḋ sib ó bur gcoimbear-
sáid dhiomaoin dár lenabar do réir
luirg na sinnsear:

19. Ach ré fuil mhórluáidh Chríosd, amhuil uáin gan cháidhe gan lochd.

*Rómh.16. 25. Col. 1. 26. 1 Tim. 1. 10. Tit. 1. 2. 20. * Noch do horduigheadh roimh chrutughadh an domain, ac do foillsigheadh sna haimsearuibh deigheanacha ar bur sonsa,

21. Noch thriddsan chreideas a Ndia, do thóg suas é ó mharbhuibh, agus tug glóir dhó, ionnus go mbeith bhur gcreideamh agus bur muinighin a Ndia.

*Rómh.12. 10. Caib. 2. 17. 22. O ríneabhair bhur nanmanna glan a numhlas na firinne tres an spiorad, chum gráda bráithreamhuil gan fhallás, bíodh grádh dioghraiseach aguibh dhá chéile ó chroidhe ghlan:

23. Ar mbeith dhibh ar bur naithghineamhuin ó shíol nach truáillighe, ach neamhthruáillighe, tré bhréithir Dé, mhairas, agus chomhnuigheas go siorruidhe.

*Isai.40.6. Seum. 1. 10. 24. * Oir [atá] a nuile feóil mar an bfeur, agus a nuile glóir dáonna mar blát a nfeir. Searguidh an feur, agus tuitigh a blát de:

25. Ach fanuigh briathar an tighearna go siorruidhe: agus a si so an bhriathar do soisgéulughadh dhibhse.

## Caib. 2.

Uime sin ar gcur na huile aingidheasa, agus mheabla, agus fallais, agus thnutha, agus a nuile ithiomráidh uáibh,

2. Mar naoidheanuibh nuáidhbhearta, bíodh fonn aguibh a mbainne fíorghlan na bréithre, chum beith dhib ag fás ris:

3. Má blaisebhar creud é millse an tighearna.

4. An ti chum a bfuil sib ar dteacht, noch is cloc bheó, do diultadh ó dhaoinibh, as atá toghtha, mórluáidh ag Dia:

5. Agus bighidhse mar beochlochaibh tógtha suas bhur dtigh spioradálta, bur sagartas naomhtha, chum iodhbarthadh spioradálta dforáil ar a mbiáidh gean ag Dia tré Iosa Críosd.

6. Uime sin atá sgriobhtha sa sgrioptuir; * Féuc, cuirim a Sion príomhchloch an chuáinne toghtha, mórluáidh; agus an ti creideas innte ni bfuighe sé náire. * Isai. 28. 16. Rómh. 9. 33.

7. Ar a nadbharsin [atá sí] na honóir dhibhse agá bfuil creideamh: ach * don druing atá easumhal, don chloich úd do dhiultadar na saoir do rinneadh cloch chinn an chuáinne; *Psal.118. 22. Mark. 21. 42.

8. Agus * cloc oilbhéime, agus carraic thuislidh don druing bhios easumhal, do geibh oilbéim fán mbréithir chum ar hórduigheadh fós iad. *Isai.8.14. Rómh. 9. 33.

9. As [is] cineul toghtha sibhse, * sagartas ríogha, cineadh naomhtha, pobal ar leith: ionnus go bfoillseóchadh sibh subháilcidhe an ti do goir sibh as dorchadus chum a solais iongantaigh féin. * Exod.19. 6. Taisbeun. 1.6. & 5.10.

10. * Noch a nallód nach raibh bhur bpobal, as a nois as pobal do Dhia sibh: a druing nach bfuáir trócaire, atá sibh a nois ar bhfagháil trócaire. * Hos.2.23. Rómh. 9. 25.

11. A cháirde iarruim dathchuinghe oruibh, mar dheóruidhibh agus oilirthibh sibh féin * do sechna ar ainmhianuibh na colla, noch bhíos ag catughadh a naghaidh a nanma. *Rómh.13. 14. Gal. 5. 16.

12. * Bíodh deaghchoimbhearsáidh aguibh a measg na gcinneadhach, ionnas a náit a nithiomráidh do nid oruibh mar lucht mighniomh, go madh héidir riu as na deghoibribh do chifid siad, glóir do tabhairt do Dhia, sa lá na bféuchsuidh orta. * Caib. 3. 16. * Math. 5. 16.

13. Uime sin * bighidh umhal dá gach uile chréutúir daonna ar son an tighearna: ni hé amáin don Ri, mar an ti agá bfuil áirdcheannas: *Rómh.13. 1.

14. Ach do na huachdaránuibh mar
an gcéudna, mar an luchd cuirthear úadh,
chum díoghaltuis ar luchd na mighníomh,
agus chum molta luchd na ndeigghníomh.

15. Oir is mar sin ag déunamh
maitheasa dhíbh, as toil lé Dia sri-
an do chur ré hainbfios na ndaoineadh
éigcéillidhe.

16. Mar dhaoine saora, agus ni mar
an druing agá bhfuil an tsaoirse na
brat foluighthe a nuilc, ach mar sheirbh-
fhoghantuighibh Dé.

17. Tugaidh onóir do na huile
dhaoinibh. Gráduighidh na dearbhráith-
re. Bíodh eagla Dé oruibh. Tugaidh
onóir don Ri.

18. A sheirbhfhoghantuighthibh,
* Ephes. 6. 5. Col. 3. 22. Tit. 2. 9. * bighidh umhal dá bhur maighistribh
maille ris a nuile faitcheas, ni hé
amháin do na [maighistribh] maithe
deaghchroidheacha, ach fós do na
droch mhaighistribh.

19. Oir is ni so is fiu buidheachas,
dá niomchruidh neach doilgheas ar
son coinsiais Dé, ag fulang na héug-
córa.

20. Oir créd é mar ádhbhar mol-
ta, dá niomchra sibh gabháil do dhór-
nuibh oruibh, ar ndéunamh peacaidh dhíbh?
ach dá bhfuilnge sibh go foighideach,
agus sibh ag déunamh maitheasa, as
ni sin dá bhfuil Dia buidheach.

21. Oir is chuige so fós do goireadh
sibh: óir do fhulaing Criosd mar an
gcéudna ar ar soinne, ag fágbháil
sompla aguinn, ionnus go leanfadh sibh a
lorg.

* Isai. 53. 9. 22. * An ti nach dearnuidh peacadh,
agus ag nach frith meabhail na béul.

23. An ti nach dearnuidh ancaint
a nadhaigh na hanchainte do rineadh
air: nach dearnaidh bagar, ag fulang
dó: ach tug [é féin] a láimh an ti
do ni breitheamhnus go ceart.

* Isai. 53. 4. Math. 8. 17. 24. * An ti dhiomchair ar bpeacaighne
ann a chorp féin air an gcrann, ionnus air
mbeith dhúinne marbh do na peacaidhibh,
go mairfemis do nfíréuntachd: an ti
agár leigheasadh sibhse ré na chréuch-
tuibh.

25. Oir do bhádhbhair mar chaoirchibh
seachráin: as a nois do filleadh sibh
go haodhaire agus go heasbog bhur nan-
man.

---

# CAIB. 3.

Bíodh * na mná mar an gcé- * Ephes. 5. 22. Col. 3. 18.
udna umhal dá bhfearuibh,
ionnas go bhféudfaidhe an
druing nach dtabhair umhlas
don bhréithir, do tharruing a bhféug-
mhuis na bréithre tré chomhrádh
na mban,

2. An tan chífid siad bhur gcoim-
bearsáid gheanmnuidh maille ré fait-
cheas.

3. * Nar go foirimlach bhias a * 1 Tim. 2. 9.
maise, a ngruáig chasda, ná a gcur
óir na dtimchioll, ná a gcur culaigheach
orrtha:

4. Ach [go madh hé a maise] dui-
ne folaigheach an chroidhe, a neamh-
thruailleadh spioraide ceannsa ciúin,
noch is mórluáich a bhfiadhnuise Dé.

5. Oir is mar so do níodh a nallód
na mná naomhtha do chuireadh a muin-
ghin a Ndia iad féin do deaghmhai-
siughadh, ar mbeith dhóibh umhal dá
bhfearuibh:

6. Amhuil tug Sára umhlas dÁ-
braham, * ag gairm tighearna de: dá- * Gein. 18. 12.
rob ingheana sibhse, an fad do ni
sibh maith, agus nach ccriothnuighthear
sibh ré faitcios ar bith.

7. A fiora mar an gcéudna déu-
nuidh comhnuighe a bhfochair bhur mban,
mar is cubhaidh do dhaoinibh iúlmha-
ra, ag tabhairt onóra don mnaoi, amhuil
don tsoitheach as laige, amhail fós atá
sibh bar gcoimhoighribh ghrás na be-
tha, deagla toirmisg do chur ar bhur
nurnuighthibh.

8. Fá dheóigh, [bighidh] uile déi-
nmhintin, ag comhfhulang ré chéile:
bíodh grádh bráthardha eadruibh:
[bighidh] trócaireach, sochaidhrid:

9. * Ná

*Seanrdite 17.13. & 20.22. Rómh. 12. 17. 1 Tess. 5.15.
9. * Ná déunuigh olc a nadhaidh
uilc, ná anchaint a nadhaidh anchain-
te: ach go contrárgha dó sin, tu-
gaidh bhur mbeannachd, ar mbeit a fi-
sa agaibh, gur chuige so do goireadh
sibh ionnus go bfuigeadh sibh féin beannachd
mar oighreachd.

*Psal. 34. 12.
10. * Oir gidh bé agá bfuil dúil ann
a bheatha, agus re ar mian laéthe
maithe dfaicsin, congmhadh sé a
theangaidh na tosd ó olc, agus a béul
ó mhealladh a labhairt:

*Isai. 1.16.
11. * Seachnadh an tolc, agus
déunadh an mait: iárradh an sioth-
cháin, agus leanadh di.
12. Oir [atáid] súile an tighearna
ar na fireunaibh, agus a chluasa os-
gailte dá nurnaighe: as [atá] gnúis
an tighearna a naghaidh na druinge do ni
na huilc.
13. Agus cia déunas olc oraibh má
leanann sibh don mait?

*Math. 5. 10.
14. Gidheadh fós má fuilngthidh ar
son na fireuntasa, atá sibh beannuighe:

*Isai. 8.12.
agus * ná bíodh eagla [mar] a neagla-
san oruibh, agus ná bigidh buáidhear-
tha.
15. Ach nóomhuigh an tighearna
Dia ann bhur gcroidhthibh. Agus
bigidh ullamh do ghnáth le freagra
thabhairt uáibh do gach aoinneach fiaf-
ruigheas oruibh réusún na muinighne atá
aguibh, maille ré ceannsachd agus ré
faitcheas,

*Caib. 2. 12.
16. * Ar mbeith do coinsias mait
aguibh: ionnas an tan labhruid go
holc oruibh mar lucht mighniomh, go
mbiadh náire orrtha ag faghail losa
ar bhur ndeaghcoimbhearsáid a Gcri-
osd.
17. Oir is fearr [dhibh,] mas
amhluidh as toil le Dia é, fulang
ag déunamh maitheasa, ná ag déunamh
uilc.

*Rómh. 5. 6. Eabhr. 9:38.
18. * Oir do fuluing Criosd fós
éunuáir amháin ar son na bpeacadh, an
firéun ar son na neimhfiréun: ionnus
go dtiubhradh sinne cum Dé: do bá-
suigheadh é a dtaobh na colla, ach
do beódhuigheadh é ris an spiorad.
19. Tré a ndeachuigh sé fós do
sheanmóir do na spioradaibh a bpri-
osún,
20. Noch do bhí easumhal a nal-
lód, * an tan do fhan foighid fhada * Gein.
Dé a laéthibh Náoi, an feadh do bhí
a náirc dá hullmhughadh, ionar comh-
nadh beagán, eadhon ochd bpearsanna, tré
uisge.
21. A ni fós ré dtig an baisdeadh
ré sompthar sinne a nois, ag freagra na
heisiomplára sin, (ní hé cur uáinn sal-
chair na colla, ach fiarfuidhe deagh-
coinsiáis a dtaobh Dé,) tré eiséir-
ge Iósa Criosd.
22. Noch atá ar deis Dé, tar
éis dul ar neamh, dá bfuilid na hain-
gil, agus na cumhachda, agus na su-
bhailcidhe fá umhlachd.

---

Caib. 4.

Uime sin ó dfulaing Criosd
ar ar soine sa gcoluinn, cui-
ridhse an smuaineadh cé-
udna na airm iomuibh, eadhon
an ti dfulaing sa gcoluinn, gur sguir
sé ó pheacadh,
2. Ionnus nác ccaithfeadh sé feasda
fuigeall na haimsire [atá aige] sa
gcoluinn réir ainmhian na ndaoineadh,
ach réir tola Dé.
3. Oir is lór dhúinn an mheid do
chuáidh thoruinn dár mbeatha do cai-
theamh réir thola na gcineadhach,
ar mbeith dúinn ag siubhal a macnas,
a nainmhianuibh, a misge, a gcraos, a
bpótaibh, agus a niodhaladhradh ain-
dlighthech.
4. An ni ann a bhfaghuid iongnadh,
gan sibhse rioth riu sa neamhmeea-
sarrdhachd céudna, ag labhairt go masluigh-
theach oruibh:
5. An dream bheuras cunntas ua-
tha don ti atá ullamh chum breithe-
theamhnuis do dhéunamh air beódhuibh
agus air marbhuibh.
6. Oir as cuige so do seanmóruigh-
eadh

gað an soisgéul do na marbhuibh mar an gcéudna; chum breithemhnuis do dhéunamh orra réir dhaoineadh sa gcolluinn, agus cum marthana dóibh réir Dé sa spioraid.

7. Agus atá crioch na nuile neithtegh ag druid rinn. Uime sin bigidh measarrdha, agus déunuigh faire a nurnuighthibh.

8. Agus roimh na huile neithibh bíodh grádh ro dhíograiseach agaibh dá chéile: * óir cuirfidh an grádh folach ar iomad peacadh.
* Seanrdite 10.12.

9. * Tugaidh aoidheacht dá chéile gan monmar.
*Rómh.12. 13. Eabhr. 13.2.

10. Ag déunamh * miniosdralachd dá céile, gach aon réir an tiodhlaice fuair sé, mar fheadhmanntacha maithe grás éugsamhuil Dé.
*Rómh.12. 6.

11. Má labhrann neach, [labhradh] mar briathra Dé: má ní neach miniosdralachd [déunadh í] réir na hacfuinne beir Dia uadh: ionnus go bfuighe Dia glóir sna huile neithibh tré Iósa Criosd, agá bfuil glóir agus cumhachda go saoghal na saoghal. Amén.

12. A cháirde, ná bíodh iongnadh aguibh sa dteasduccadh tintighe, do nithear oruibh chum bur ndearbhtha, amhuil do teigéumhadh ní éigin coimhthigheach dhibh:

13. Ach go madh háoibhinn libh sibh féin do beith páirteach ré buáidhearthuibh Chriosd, ionnus go mbiáidh gáirdeachas agus meanma mhór oruibh mar an gcéudna, an tan fhoillseóchar a glóirsion.

14. Má * masluighthear sibh ar son anma Chriosd, atátaoi beannaighe: óir do ni spiorad na glóire, agus Dé comhnuighe oruibh: [noch] do gheibh masla dá dtaobhsan, agus glóir dá bur dtaobhsa.
* Math. 5. 11.

15. Ach cena ná fuilngedh éunduine agaibh mar fear dúnmarbhtha, nó mar bitheamhnach, nó mar fear mighníomh, nó mar neach saitheas é féin a neithibh nach benann ris:

16. Ach má [fhulngeann sé] mar chriosdaighe, ná gabhadh náire é: ach tugadh glóir do Dhia dhá thaobh.

17. Oir [táinic] aimsir an breitheamhnuis do tosughadh ó tigh Dé. Agus más uainne tosuighthear é, cred bus crioch don druing atá easumhal do soisgéul Dé?

18. * Agus más ar éigin slánuighthear an firéun, ca háit a dtaisbéunfa an duine neamhdhiagha agus an peacach é féin. *Seanrdite 11.31.

19. Uime sin an dream fhulngeas réir tola Dé, taobhaidís a nanmanna ris mar chruthaightheóir dileas, a ndéunamh na maithessa.

---

## Caib. 5.



Iarruim dathchuinge ar na sennóiribh bur measg ar mbeith, damh féin fós um shenóir, agus um fhiadhnuise ar na neithibh do fhulaing Criosd, agus um pháirtighe a dtaobh na glóire atá ré haoisiugh a foillsighe,

2. Beathuighidh tréud Dé do fágbhadh taobh ribh, ar mbeith dá chúram oruibh, ní tré éigean, ach go toiltenach: ní ar son éudála neimhghloine, ach maille ré hinntinn ullaimh.

3. Ní mar do biadh sibh bur dtighearnaibh ós cionn eglaise Dé, ach mar dhruing atá na neisiomplaire don tréud.

4. Agus an tan foillseóchar an táirdaoghaire, do gheuba sibh coróin marthanach glóire:

5. Mar an gcéudna a dhaoine óga, tugaidh umla do na sinnsearaibh: agus bigidh uile umal dá céile. Déunaidh sibh féin deigmhaiseach don taobh a stigh ó umhlachd inntinne: * óir cuiridh Dia a nadhaidh na nuáibhrech, agus do beir grása do numhal. * Seum. 4. 6.

6. Uime sin * umhluighidhe sibh féin fáoi láimh chumhachdaigh Dé, chum bur nárduighe dó a nam iomchubhaidh. * Seum. 4. 10.

7. * Teilgidh bur nuile chúram airsion, óir is cúramach é bur dtimchioll. * Psal. 55. 22. Math. 6. 25.

8. Bigidh

8. Bígidh measarrdha: déunaidh faire: óir atá bhur námhuid an diabhal, mar leomhan béicfeach, ag gabháil fá gcuáirt dá fhéuchain cia sluigfeadh sé.

9. Cuiridhse na aghaidh [ar mbeith dhíbh] láidir a gcreideamh, ar mbeith a fhios agaibh go gcomhlíontar na buáidhearta céudna sa gcorp eile dá bhur ndearbhraithribh atá sa tsaoghal.

10. Agus Dia na nuile ghrás, noch do ghoir sinn chum a ghlóire síorruidhe a Niósa Críosd, tar éis beagáin buáidhearta dfulang dhíbh, go ndéuna sé féin sibh iomlán, go neartuighe, go láidrighe, agus go ndaingnighe sé sibh.

11. Glóir agus cumhachd dósan go saoghal na saoghal. Amén.

12. Ré Silbhánus dearbhráthair dílis do réir barámhla, do sgríobh mé go haithghearr chugaibh ag teagasg, agus ag déunamh fiadhnuise gur ab é so fíorghrás Dé an a bhfuil sibh ag seasamh.

13. Cuiridh a [neaglais] atá sa Mbaibiolóin do toghadh má rón ribh, agus mo mhac Marcus, beatha agus sláinte chugaibh.

14. * Beannuighidh sibh féin ré chéile maille ré póig charthanasa. Siothcháin maille ribh uile an méid aguibh atá a Niósa Críosd. Amén. *Rímh. 16. 16.

# DARA EPISTIL GHINEARALTA PHEADAIR ABSDAIL.

## CAIB. I.

Símón Peadar seirbhfoghantaigh agus absdal Iósa Criosd, chum na druinge fuair creideamh commórluaidh ruinne, tré fhíréuntas ar Ndé agus ar slánaighteóra Iósa Criosd,

2. Grása agus síothcháin go ro líonmhar maille ribh, tré eólas Dé, agus Iósa ar dtighearna:

3. Mar do thiodhluic a chumhas diadhasan na huile neithe dhúinne [bhenas] ré betha agus ré diadhachd, tré eólas an ti do ghoir sinn chum glóire agus subhailce.

4. Tré a dtug sé dhúinn gellamhnacha ro mhóra mórluaidh, ionnus go mbiadh trithe so cumann agaibh ris a nádúir dhiadha, ar mbeith dhíbh ag seachna an truaillidhe atá sa tsáoghal tré ainmhian.

5. Agus fós ar ndéunamh na huile dúthrachta dhibhse dhá thaobh so, cuiridh subhailcidhe ré bhur gcreideamh, agus eólas ré bur subhailcidhibh,

6. Agus measarrdhachd ré bhur neólas, agus foighid ré bur measarrdhachd, agus diadhachd ré bur bhfoighid,

7. Agus cáoineas bráithremhuil ré bhur ndiadhachd, agus grádh ré bhur gcáoineas.

8. Oir má bhíon na neithese agaibh, agus iad ag líonadh, do bheuruid oruibh gan bheith díomháoin ná neamhthórthach a neólas ar dtighearna Iósa Criosd.

9. Oir an ti atá gan na neithese aige, atá sé dall, agus ní léir dhó ní ar bith a bhfad úadh, ar na dhearmud dó gur glanadh é ó na seanpheacaibh.

10. Uime sin a dhearbhráithre, go madh móide dhéunas sibh dúthrachd, ré bhur ngairm agus ré bhur dtogha do dhéunamh dhiongmhalta ‖: óir má ní sibh na neithese, ni bhfuighe sibh leagadh choidhche. ‖ Tré dheaghoibribh.

11. Oir as amhluidh so gheabhthar sibh go fairsing slighe ré dhul a stech a ríoghachd shíorruidhe ar dtighearna agus ar slánaighteóra Iósa Criosd.

12. Ar a nadhbharsa ni dhéuna mé failliodhe ré beith ag sioruchur na neitheannsa a gcuimhne dhibh, bíodh go bhfuil sibh iúlmhar agus daingen sa bhfírinne atá a láthair.

13. Achd cheana measuim gur cóir an fad bhias mé sa mboithse, sibhse do dhúsachd ré bur gcur a gcoimhne:

14. Ar mbeith a fhios agum gur fogas damh ám sgáoilte mo bhoithe * amhuil fós do thaisbéin ar dtighearna Iósa Criosd dam. * Eóin. 21. 8.

15. Agus fós do dhéun mo dhíthchioll do ghnáth tar éis mimtheachd go madh héidir ribhse na neithese chuimhniughadh.

16. Oir ní ag leanmhuin do * sgéultuibh ealadhanta fábuill do bhámar, an tan do foillsigheamar dhibhse cumhachda agus techd ar dtighearna Iósa Criosd: achd do chonncamar ré ar súilibh féin a mórdhachd. * 1 Cor. 1. 7. & 2. 1.

17. Oir fuair sé onóir agus glóir ó Dhia athair, an tan tháinic a samhuil so do ghuth chuige ón nglóir mhórdhasin; * ag so mo mhac grádhachsa. ann a bhfuil mo dheaghthoil. * Math. 7. 5.

18. Agus

18. Agus do ċualamarne an guth-sa táinig ó neimh, ar mbeiṫ dhúinn na ḟochair-sion ar a tsliabh naomhṫa.

19. Agus atá againn briaṫar na ḃfáidheadh as deimhnighe [ná sin], dana maiṫ do ni sibh ge do ṫabhairt, amhuil do lóchrann shoillsigheas a nionadh dhorcha, go soillsiughadh an lá, agus go héirghe do réult na maidne ann bhur gcroidhṫib.

20. Ar mbeith fios so agaibh ar tús, nach bhfuil fáidheadóireacht ar bith don sgriobtúr ó eidirmhíniughadh [tig ó dhuine] féin.

* 2 Tim. 3. 16. 21. * Oir ni réir ṫola duine ṫáinic an ḟáidheadóireacht a nallód, ach do labhradar daoine naomhṫa Dé, réir mar do seólṫuighe iad ón sbioradh naomh.

CAIB. 2.

Agus do bhádar mar an gcéudna fáidhe fallsa a measg an pobuil, amhuil bhias fós lucht teagaisg fallsa eadruibhse, noch bhéurus a steach ós iseal eiriceacht damnuighthe, agus séunfas an tighearna do ċeannuigh iad, ag tarruing sgrios obunn orrṫa féin.

2. Agus leanfuid morán a dteagaisg damnuighṫe, ré mairleócar slighe na firinne.

3. Agus tré shaint béid dá bhur ninnċheannuigheas maille ré briathruibh blasda: dream dár [cinneadh] fada ó sin damnughadh nách dtéid a sineadh, agus ni ġabhann codladh an sgrios thiucfus orrṫa.

*Job.4.18. Judas v.6. 4. Oir monar choigil Dia na * haingil do pheacuidh, ach ar na dteilgean sios go hifrionn dó, go dtug iad do slabhraidhibh an dorchadais chum a gcongmhála ris an mbreiṫeamhnus:

*Gein.7.1. 5. Agus monar choigil sé an sendomhan, ach gur sáor sé * Náoi an tochtmhadh [pearsa] seanmóntuighe na firéuntachta, ar dtabhairt na dileann dó ar a ndomhan na ndaoineadh neimhdhiadha:

6. Agus ag déunamh luáiṫhriudh do chaithreachaibh * Shodoim agus * Gein. 19.
Ghomorra, do dhamhnuigh sé iad maille ré na sgrios, ar na ndéunamh na neisiompláir don druing do ċaiṫfeadh a mbeṫa go neimhdhiadha: 24.

7. Agus do sáor sé Lot an firéun do tuirsigheadh ré coimbearsáid neamhghloin na ndaoineadh neamhdhiadha.

8. (Oir ar mbeiṫ don firéun úd na chomhnuidhe eatorra, fuáir a anam firéunta a phianadh ó lá go lá ré na ngniomharthaibh neamhdhlisdionacha, dá bhfaicsin agus dá gcluinsin dó.)

9. As eól don tighearna na daoine diadha sáoradh ó chathughadh, agus na daoine neamhfhiréunta coimhéud go lá an bhreiṫeamhnuis a bpianadh:

10. Agus go mórmhór an dream leanus ainmiana na colla a neimhghloine, agus do beir neimhċion ar uachdaránas; [ar mbeiṫ dóibh] * andána, lán arda * Judas 8.
féin, ni bhíonn faitcheas orrṫa fá anċaint do déunamh ar an lus atá a gcumachtaibh árda.

11. An tan nach beirid na haingil féin atá ós a gcionnsan a neart agus a gcumhachdaibh, breath mhaslaigheach na nadhaigh a bfiadhnuise an tighearna.

12. Ach bhid an dreamsa, mar ainminṫibh brúideamhla leanas dá ndúchas, noch do cruthuigheadh chum a ngabhála agus a sgriosda, ag labhairt go maslaigheach as na neiṫib nach aiṫnid dóibh, sgriosfuidhthear iad ann a dtruáilleadh féin.

13. Agus do ghéubhuid siad túarasdal na héugcóra, mar an druing mheasas gur sáimhe sógh gach laoi; buill cháidheacha shalcha, bhios lán dfonn ann a meallṫóireacht féin, an tan bhid bhur bhfochair ar féusdaibh.

14. Agá bhfuil súile lán dadhaltrannas, agus nach bhféudann sgur do pheacadh, ag mealladh na nanmann neimhseasmhach:

mac: agá bfuilid croidhe do beir iad
féin do gnáth do saint, clann na mal-
lachd:
15. Noch do tréigeadar an tslighe dhí-
reach, agus do chuadar ar seachrán, ag
* Uibhre. 21. 23. Júdas 11. leanmhuin luirg * Bhálaaim mic Bósoir,
noch tug grádh do thuarasdul na
héugcóra.
16. Achd fuair sé achmusán ar son
a pheacaidh: do labhair an beathach balbh
do glór daonna, agus do toirmisg sé
an michiall do bhí ar an bfáidh.
* Júdas 12, 13. 17. * As tobair gan uisge iad so,
néoill dá dtiomáin ré stoirm gaoithe:
agá bfuil an dorchadas fiordhorcha dá
thaisge fá a gcomhair go siorruidhe.
18. Oir ar mbeith dóib ag labhairt
briathar uáibhreach gan éifeachd, meallaid
siad ré hainmhianaibh macnusacha na
colla, an dream do dhealuigh beagán ré
lucht an tseachráin do leanmhuin:
19. Ag gealladh saoirsi dóib, a-
* Eóin. 8. 34. Rómh. 6. 16. gus gan iontadh féin ach * seirbhisigh
don truáillead: óir gidh bé ni beireas
buáidh ar neach, do ni an ni céudna fós
seirbhiseach dhe.
* Math. 12. 45. Eabhr. 6. 4. 20. * Oir tar éis dealuighe dhóibh
ré neimhghloine an tsaoghailse, tré eólas
an tighearna agus an tslánaighteóra
Iósa Criosd, dá gcuarpluighthear iad a
ris innte, ar na sárughadh, as measa a
gcrioch deigheanach ná a dtosach.
21. Oir do bfeárr dóib gan eólas
do beith aca ar slighe na fíréuntachda,
ná tar éis eólais dfaghail, impógh
dóib ó naithne náomhtha tugadh dóib.
22. Gidheadh do éirigh dóib do réir an
* Seanraithe 26. 11. tseanfocail fhírinigh: * do fill an mad-
radh tar a ais chum aitisgeathruighe, a-
gus an muc do bí ar na nighe, chum a
húnfurtaigh sa laithigh.

---

## CAIB. 3.

AS so a nois an dara heipisdil sgriobhaim chugaibh a cháirde, ré bfuilim ag togbháil suas bhur nintinne fíorghloin dá bhur gcur a gcuimhne,

2. Ionnus go mbiadh cuimhne agaibh ar
na briathraibh do labhradar na fáidhe
naomhtha roimhe so, agus ar a naithne
tugamairne abstoil an tighearna agus
an tslánaighteóra uáinn.
3. * Ar mbeith fios so agaibh ar * 1 Tim. 4. 1. 2 Tim. 3. 1. Júdas 18.
tús, go dtiucfaid sna laethibh deigh-
neacha lucht sgige, leanmhus dá nainmhianaibh
féin:
4. Agus a déurfaid, ca háit a bfuil
gealladh a theachda? óir ón trath fá
ndeachadar na haithreacha déug, fanaid
na huile neithe a néunsdaid ó thús an
chruthaighe.
5. Oir atáid na ainbfios so déun-
toisg, go raibh neimh ann fada ó sin tré
bhréithir Dé, agus an talamh seasas go
daingean as a nuisge agus ann sa
nuisge.
6. Uime sin an domhan a nuáir sin
do sgrioiadh é ar dteacht don dile thairis.
7. As neimh agus talamh a nois
atáid dá dtaisge ris an mbréithir
gcéudna, dá gcoiméud fá chomhair teineadh
go lá damnuighe agus sgriosda na
ndaoineadh neamhdhiadha.
8. Agus a cháirde, ná bíodh an tromh
nise na ainbfios oraibh, go bfuil * éun- * Psal. 90. 4.
lá amháin ag an dtighearna mar mhíle
bliadhan, agus míle bliadhain mar éunlá
amháin.
9. Ni cuirean an tighearna moill ar
a ghealladh (mar mheasaid dream áirighe
moill) as atá sé foighideach rinne, * do * Ezech. 18. 32. & 33. 11.
bhrigh nach mian leis éinneach dul amugha,
* ach na huile dhaoine teacht chum aithrighe. * 1 Tim. 2. 4.
10. Gidheadh * tiucfaidh lá an tighear- * 1 Tessal. 5. 2.
na mar gadaighe sa noidhche, ann a ra-
chaid neimh tortha maille ré tormán, a-
gus ann a mbéid na dúile ag leagadh
ré teas, agus ann a loisgfighthear an
talamh, agus na hoibreacha atá ann.
11. Uime sin ós éigin na neithese
uile do sgaoileadh ó chéile, créd an saghas
ann ar cóir dáoibhse beith, dá bhur sin-
iomchar féin go naomhtha agus go dia-
dha,
12. Maille ré beith dhibh ag fu-
reach agus ag déunamh deithnis ré lá
Dé teacht, ann a sgaoilfighthear neimh ó
chéile

ċéile ar mbeiṫ dó trē ṫeinnid, agus an a mbéid na dúile ag leġad ré teas?

13. As atá súil agúinne, do réir a ġeallamnasan, * ré neimhib núada agus rē talam núad, an a gcomhnuiġen an ḟirēuntas.

* Isai. 65. 17. & 66. 22. Taisbeun. 21.1.

14. Uime sin a ċáirde, ó atá súil ris na neiṫibse aguib, bigid dúṫraċ ċum bur bfaġála dóson gan ċáide gan ċiontuib a síoṫċáin.

15. Agus measuid * foiġid fada ar dtiġerna mar ṡlánughad, amhuil do sgríob fós ar ndearbráthair gráḋaċ Pól ċuguib, do réir na heagna tugad dó:

* Rómh.2. 4.

16. Amhuil fós an a eipistlib uile, ag labairt ionntad ar na neiṫibse, an a bfuil neiṫe áiriġe atá doṫuigsi-ġe, noċ iompoiġid an dream neamh-ḟoġlomṫa, neimhseasmaċ ón gcéill ċliriġ, amhuil [do níd] an ċuid eile do na sgriopturuib mar an gcéudna, ċum a ndamnuiġṫe féin.

17. Ar a nadhbarsin a ċáirde, ó atá fios aguib roimh láim, tuguidh ḋe rib, degla ar mbeiṫ meallta rē sgeċrán na druinge neimhḋiaġa sin, go dtuit-fed sib ó bur ndiongmháltas féin.

18. Aċ bigid ag fás a ngrás, agus a neólas ar dtiġerna agus ar slánaighṫheóra Iósa Críosd: glóir dhósan a nois agus go síorruiḋe Amén.

# CEUD EPISTIL GHINEARALTA EOIN ABSDAIL.

## CAIB. I.

AN ni do bhi aṅ ó thús, an ni do chúalamar, an ni do choṅcamar ré ar súilibh féin, an ni air ar fhéuchamar, agus do ghlacadar ar lámha, a dtáobh bréithre na beatha:

2. (Oir do foillsigheadh an beatha, agus do choṅcamairne agus do do nimid dfiadhnuise, agus foillsighemid dibhse an bheatha marthannach úd, noch do bhi ag a nathair, agus atá ar na foillsiugad dúiṅe.)

3. A ni do coṅcamar agus do cúalamar, atámaoid dhá foillsiughadh dhibse, ioṅus go mbiadh cumaṅ agaibse mar an gcéudna riṅe: ⁊ ar gcumaiṅe fós ris a nathair, agus ré na mac Iósa Criosd.

4. Agus sgriobamaoid na neitese cuguibh, cum bur ngáirdeacais do beit iomlán.

5. Agus a si so an teasdeas do cúalamar úadhasan, agus fhoillsigheamáoid dhibse, eadhon gur * solas é Dia, agus nac bfuil dorcadus ar bit aṅ. *Eoin. 8. 12.*

6. Dá nabram go bhfuil cumann aguinn ris, agus siṅ ag siubal a ndorcadus, do nimid bréug, agus ni lenmaoid an firiṅe.

7. Ach dá siubhlam sa tsolas, amhail atá seision sa tsolas, atá cumaṅ aguiṅ ré céile, agus * glanaidh fuil Iósa Criosd a micsion siṅ ó uile pheacadh.

8. * Dá nabram nach bfuil peacadh orruiṅ, atámaoid dár mealladh féin, agus ni bfuil an firiṅe aguiṅ.

*Eabhr. 9. 14. Taisbeun. 1. 5. * 1 Riogh. 8.46. Seanrdite. 23.9. Eccles. 7.20*

9. Dá nadmam ar bpeacaidh, atá seision firiṅeach ceart ré ar bpeacaidh do maitheamh dhúiṅ, agus réir nglanadh ó uile neamhfiréuntas.

10. Dá nabram nach dearnamar peacadh, bréugnuighmid eisean, agus ni bfuil a bhriatar ionnuiṅ.

## CAIB. 2.

AChlann bheag, sgriobhaim na neithese cuguibh, ioṅus nach déunadh sibh peacadh. Agus má riṅe éiṅeach peacadh, atá * abhcóidigh aguiṅ a bhfochair a natar, Iósa Criosd an firéun. *Eabhr. 5. 34.*

2. Agus is seision an réidhteach air son ar bpeacaighe: ni ar son bpeacaighne amháin, ach air son an domhain uile mar an gcéudna.

3. Agus is as so is deimin linn aitne do beit aguiṅ air, dá gcoiméudam a aitheanta.

4. An ti a deir, atá aitne agum air, agus nach ccoimhéudaṅ a aitheanta, as bréugach é, agus ni bfuil firiṅe aṅ:

5. As an ti choiméudus a bhriathar, as aṅ atá gradh Dé ar na choimhlionadh go firiṅech: as so aithnighmid siṅ féin do bheith aṅsan.

6. An ti a deir go bhfuil sé na chomhnuighe aṅsan, atá dfiachaibh

air

ar siubhal, féin mar do shiubhail sei-
sion.

*2 Edin.7. 7. A dhearbhbhráithre, * ni haithne
núadh sgriobhuim chuguibh, ach an tsean-
aithne do bhí agaibh ó thosach. A si
an tsenaithnese an briathar úd do chú-
alabhar ó thosach.

8. A rís sgriobhaim aithne núadh
chuguibh, noch atá firinneach ann san,
agus ionnaibhse: óir atá an dorcha-
das ag imtheacht thoruinn, agus atá
an solas firinneach a nois ag soill-
siughadh.

9. An tí a deir é féin do bheith
sa tsolas, agus fhuaithigheas a dhear-
bhráthair, atá sé sa dorchadus gus a
nois.

*Caib. 3. 14. 10. * An tí ghrádhuigheas a dhear-
bhráthair, atá sé na chomhnuidhe sa tso-
las, agus ni bhfuil oilbéim ann.

11. Ach an tí fuáitigheas a dhear-
bhráthair, atá sé a ndorchadas agus
siubluidh sé a ndorcadas, agus ni
eadair sé cá háit a ngabhann, do
bhrigh gur dhall an dorchadas a
shúile.

12. Sgriobhaim chuguibh, a chlann
bheag, do brigh go bhfuilid bhur bpea-
caidh ar na maiteamh dhíbh ar son a
anma san.

13. Sgriobhaim chuguibh, a aith-
reacha, do bhrigh gur ab aithne dhíbh
an tí atá ann ó thosach. Sgriobhaim
chuguibh a ogánacha, do bhrigh go
rugabhar buáidh ar an droch [spio-
rad.]

14. Sgriobhaim chuguibh, a leanba
beaga, do bhrigh gur ab aithne dhíbh
an tathair. Do sgriobh mé chuguibh,
ógánacha, do bhrigh go bhfuil sibh
láidir, agus go bhfuil briathar Dé
na comhnuighe ionnuibh, agus go ru-
gabhair buáidh ar an droch [spio-
rad.]

15. Ná tuguidh grádh don tsao-
ghal, ná do na neithibh atá sa tsao-
ghal. Dá dtugaidh neach ar bith
grádh don tsaoghal, ni bhfuil grádh a
a athar ann.

16. Oir gach ni atá sa tsaoghal,
[mar atá] ainmian na colla, agus
ainmian na súl, agus úabhar na bea-
tha, ni ó nathair atáid siad, ach is ón
tsaoghal atáid.

17. Agus atá an saoghal ag im-
theacht thoruinn, agus a ainmhian: ach
an tí do ni toil Dé, mairidh sé go
siorruidhe.

18. A leanba beaga, atá a naim-
sir deigheanach ann: agus amhuil do
chúalabhair go dtiucfadh an Taintí-
chríosd, atáid a nois cheana morán
daintichriosduibh ar néirghe ann: ar a
naithnighemid a naimsir deighenach do
beith a láthair.

19. Do chúadar amach as ar
meisgne, gidheadh ni rabhadar dhinn:
óir dá mbeidis dinn, dfanfaidis go
deimhin ma rón rinn: ach dimthighea-
dar [uainn] ionnus go madh follas nach
dinne iad uile.

20. Gidheadh atá ungadh agaibhse ón
neach naomhtha, agus atá eólas agaibh ar
na huile neithibh.

21. Ni huime sgriobh mé chuguibh,
do bhrigh go raibh sibhse ainbfiosach
sa bhfirinne: ach ar a nadhbhar go bhfuil
a heólus agaibh, agus nach bhfuil bréug
ar bith ón bhfirinne.

22. Cia atá na bhréugadóir, ach an tí
séunus gur ab é Iósa is Críosd ann?
a sé so an Taintichríosd, noch séunus
an tathair, agus an mac.

23. Gidh bé shéunas an mac, ni
bhfuil an tathair aige: gidh bé admhui-
gheas an mac, atá an tathair aige mar
an gcéudna.

24. Uime sin comhnuigheadh an ni
do chúalabhair ó thosach ionnaibh:
dá gcomhnuighidh an ni do chúalabhair
ó thosach ionnuib, biáidh sibhse mar
an gcéudna bhur gcomhnuidhe sa mac a-
gus sa nathair.

25. Agus a sé so an gealladh do
gheall sé dhúinn, [eadhon] an beatha
mharthanach.

26. Do sgriobh mé na neithese chu-
guib a dtimcioll na druinge bhios dá
bhur mealladh.

27. Ach atá an tungadh do ghla-

cabhair

tabhair uadhasan, na chomhnuighe ionnaibh: agus ni bhfuil na riachtanus oraibh neach ar bith bhur múnadh, ach mar mhúneas an tungadh sin sibh a dtáobh na nuile neitheann, agus as firinneach é, agus ni bfuil bréug ann: agus do réir mar do múin sé sibh, do déunaidh sibh comhnuighe annsan.

28. Agus a nois, a chlann bheag, déunuigh comhnuighe annsan, ionnas an tan fhoillseóchar é, go mbiáidh dánas aguinn, agus nach biáidh náire oruinn na fhiadhnuise, an tan thiucfas sé.

29. Más feasach sibh eision do bheith fíréunta, biodh fios agaibh gur uadhasan geintear gach éon lenas don fíréuntas.

---

## CAIB. 3.

Tuguidh dá bhur nuidhe créd é méud an gradha tug an tathair dúinne, as a ngoirfidhe clann Dé dhinn. Is uime so nach aithnidh don tsáoghal sinn, do bhrigh nach aithnidh dhó eisean.

2. A cháirde, as clann do Dhia sinn a nois, ach ni léir fós créd bus sinn: gidheadh atá a fios aguinn an tan foillseóchar eision, go mbiam cosmhuil ris: óir do chifeam é do réir mar atá sé.

3. Agus gach neach agá bhfuil an muinighinse aige annsan, glanaidh sé é féin, do réir mar atá seision glan.

4. Gidh bé neach do ni peacadh, sáruighe sé an reacht mar an gcéudna: óir a sé as peacadh ann, sárughadh an reachta.

5. Agus atá a fios agaib gur ab uime do foillsigheadh eision, * chum ar bpeacaidhne do chur ar gcúl, agus ni bfuil peacadh ar bit ann san.

* Isai. 53. 6, &c.

6. Gidh bé neach chomhnuigheas annsan, ni peacaigheann sé: gidh bé neach do ni peacadh, ni facaidh sé eision, agus ni raibh aithne aige air.

7. A chlann bheg, ná mealladh éinneach sibh: an ti lenas do nfíréuntas, as fíréun é, do réir mar atá seision ná fíréun.

8. * An ti do ni peacadh, as ón diabhal atá sé: óir atá an diabhal ag déunamh peacaidh ó thosach: as chuige so do foillsigheadh mac Dé, ionnus go sgáoilfeadh sé oibreacha an diabhail.

* Eoin. 8. 44.

9. Gidh bé neach geintear ó Dhia, ni déuna sé peacadh: óir do ni a shíolsan comhnuighe ann: agus ni héidir leis peacadh do déunamh, do brigh go bfuil sé ar na geineamhuin ó Dhia.

10. Is as so aitentar clann Dé, agus clann an diabhail: gidh bé nach leanann do nfíréuntas, ni ó Dhia atá sé, ná an ti nach dtabhair grádh dhá dearbhrathair.

11. Oir a si so an teachtaireacht do chualabhair ó tosach, * gdon sinne do thabhairt grádh dá chéile.

* Eoin. 13. 34. & 15. 12

12. Ni do nós * Cháin noch do bi ón droch [spiorad,] agus do marbh a dhearbhrathair. Agus créd é an táohbhar fár marbh sé é? do brigh go rabhadar a oibreacha féin go holc, agus [oibreacha] a dearbhráthar fíreunta.

* Gein. 4. 8.

13. A dhearbhráithre, ná biodh iongnadh aguibh, fá fúath bheith ag an tsaoghal oruibh.

14. Atá a fios aguinne gur hathruigheadh sinn ó bás go beatha, do bhrigh go bfuil grádh aguinn air na dearbhráithribh: an ti nach grádhuigheann a dhearbhrathair, comhnuighe sé a mbás.

15. Gidh bé neach fúathuigheas a dhearbhrathair, as fear dúnmarbhtha é: agus atá a fhios agaibh nach déunann an bheatha marthanach comhnuighe a bfear dúnmarbhtha ar bith.

16. Is as so is aithnigh dhúinn grádh Dé, gur chuir sé a anum sios air ar soinne: uime sin atá dfiachaibh oruinne

orrne ar nanmanna do ċur sios ar son
ar ndeárbráiṫreċ.
* Lúc. 3: 11. 17. Agus * gidh bé agá bfuil maóin
an tsaoġailse, agus do chí a dhear-
bráthair a riachtanas, agus nach déun
trúaighe dhó, cionnus chomhnuigheas
gráḋ Dé ann?
18. A chlann bheag, nár ab a
mbréithir ná a dteanguidh bhias bur
ngrádh, achd a ngníomh agus a bhfí-
rinne.
19. Agus aitneóchamaóid as so
gur don fírinne sin, agus do béuram
ar gcroidhthibh bheith deimhnighte
na fiadhnuisesion.
20. Oir dá ndaómnuidh ar gcroidhe
sinn, as mó fós Dia ná ar gcroidhe,
agus atá fios na nuile neiṫeann aige.
21. A ċáirde muna ndaómnuigh ar
gcroidhe sinn, as éidir linn beith dána
ar Dhia.
* Math. 21. 22. Eóin. 15. 7. & 16. 23. 22. Agus * gach ní shirmid, do
gheibhmid úadha é, do bhrigh go
gcoimhéudamaóid a aitheanta, agus
go ndéunamaóid na neiṫe ar a bfuil
gean aige.
* Eóin. 16. 29. & 17. 3. 23. Agus * a sí so a aithne, go
gcreidfeadh sinne a nainm a mhic Iósa
Criosd, agus a ċéile do ġrádhuġaḋ,
réir na haiṫne tug seision dúinn.
* Eóin. 15. 10. 24. Oir * an tí choiméudas a ai-
theanta, comhnuighe sé ann, agus eisean
ann san: agus is as so aitniġemid ei-
sean do beiṫ na ċomhnuighe ionnainn, as an
sbiorad tug sé dúinn.

---

CAIB. 4.



Cháirde, ná creidigh gach
éin spiorad, ach dearbhuidh
na spioraide an ó Dhia a-
táid: óir do ċúadar mo-
rán dfáidhibh fallsa amaċ
fán domhan.
2. Is as so is aiṫenta dib spiorad
Dé: gach spiorad admhuigheas go dtai-
nic Iósa Criosd a gcolainn, is ó Dhia
atá sé.
3. Ach gach sbiorad nach ad-
mhuigheann go dtáinic Iósa Criosd a
gcolainn, ni ó Dhia atá sé: as a sé
[sbiorad] a Naimhchriosd é, air a
gcúalabhair iompádh go dtiucfadh
sé, agus atá sé a nois cheana sa
domhan.
4. A chlann beag, as ó Dhia atá
sibhse, agus rugabhair buáidh orrta-
san: óir as mó an tí atá ionnaibhse, ná
an tí atá sa doman.
5. As don tsaoġal iadsan, uime
sin labhraid neiṫe saoġalta, agus do
beir an saoġal éisdeacht dóib.
6. As ó Dhia atámaoidne: * an tí
atá a neólas Dé, éisdigh sé rinn: an
tí nach bfuil ó Dhia, ni éisdeann sé
rinn. Is as so aithnighemid sbiorad
na fírinne agus sbiorad an tseachráin. * Eóin. 8. 47.
7. A ċáirde, bíodh gráḋ aguinn dá
chéile: óir as ó Dhia tig an grádh:
agus gidh bé neach ghrádhuigheas,
atá sé ar na geinemhuin ó Dhia, agus
is aitnidh dó Dia.
8. An tí naċ gráḋuigheann, ni bhfuil
eólas Dé aige: óir as gráḋ é Dia.
9. * Ann so do foillsiġeadh gráḋ * Eóin. 3. 16.
Dé dúinne, eadhon gur ċuir sé úadha a
éingin mic ann a tsaoġal, chum go mair-
feadh sinne tríd.
10. As ann so atá an gráḋ, ni hé
go dtugamairne gráḋ do Dhia, aċ go
dtug seision gráḋ dhúinne, agus gur
ċuir úaḋa a mac féin na íodhbairt réi-
tiġ air son ar bpeacaidhne.
11. A ċáirde, má ġráḋuigh Dia
sinne mar sin, atá dfiachaibh orrainne mar
an gcéudna a ċéile do ġráḋuġaḋ.
12. * Ni faca éinneach Dia riamh. * 1 Tim. 6. 16.
Dá raib gráḋ aguinn dá ċéile, atá Dia
na ċomhnuighe ionnainn, agus atá a ġráḋ
go diongmálta ionnainn.
13. Is as so aitniġemid sinn do
beiṫ ar gcomhnuighe ann san, agus eisean
ionnainne, do bhriġ go dtug sé dhúinn
tiodhlaicce na sbioraide.
14. Agus do ċonncamar, agus do
niomuid dfiadhnuise, gur ċuir an taṫair
an mac úadh, na slánaiġteóir an do-
mhain.

15. Gid

15. Gidh bé aidmheócas gur ab é Iosa mac Dé, atá Dia na chomhnuighe ann, agus eision a nDia.

16. Agus do aithnighmar, agus do chreideamar an grádh atá ag Dia dhúinn. Is grádh é Dia: agus an tí chomhnuigheas a ngrádh, comhnuighe sé a nDia, agus Dia annsan.

17. As tridh so atá an grádh ar na choimhlíonadh ionnuinne, ionnus go mbiadh dánachus aguinn a ló an bhreitheamhnuis, do bhrígh gur do réir mar atá seision, atámuidne fós sa tsaoghalsa.

18. Ní bhfuil eagla sa ngrádh, ach cuiridh an grádh diongmhálta eagla amach uadh: óir atá pian ceangailte don neagla, uime sin gidh bé ar a mbí eagla ní bhfuil sé diongmhálta a ngrádh.

19. Bheirmid grádh dósan, do bhrígh gur ghrádhuigh sé sinn ar tús.

20. Dá nabra éinneach, atá grádh agum do Dhia, agus fuath beith aige do a dhearbhráthair, is bréugach é. Oir cionnas is éidir don tí nach grádhuigheann a dhearbhráthair do chonnairc sé, grádh tabhairt do Dhia nach bhfacaidh sé?

* Eoin.13. 34. & 15. 12. 21. Agus atá a * naitheanta aguinn uadhasan, an tí ghrádhuigheas Dia, go grádhuigheadh sé a dhearbhráthair mar an gcéudna.

## CAIB. 5.

Gidh bé chreideas gur ab é Iosa an Criosd, atá sé ar na thuismeadh ó Dhia: agus gach aon ghrádhuigheas an tuismightheóir, grádhuighidhe sé mar an gcéudna an tí do thuismeadh uadh.

2. As air so aithnigheamaoid go bhfuil grádh aguinn do chloinn Dé, an tan bhíos grádh do Dhia aguinn, agus coimhéudamaoid a aitheanta.

* Math.11. 30. 3. Oir a sé so grádh Dé, eadhon sinne do choimhéud a aitheantadh: * agus ní bhfuilid a aitheanta trom.

4. Oir beiridh gach ní atá ar na thuismeadh ó Dhia, buaidh ar a tsaoghal: agus a sí so an bhuaidh rug buaidh ar a tsaoghal, [eadhon] ar gcreideamhne.

5. Cia beireas buaidh ar a tsaoghal, ach an tí chreideas gur ab é Iosa mac Dé?

6. A sé so an tí táinic tré uisge agus tré fhuil, Iosa Criosd: ní tré uisge amháin, ach tré uisge agus tré fhuil: agus a sé an spiorad do ní fhiadhnuise gur fírinne an spiorad.

7. Oir atá triúr ar neimh do ní fiadhnuise, an tathair, an briathar, agus an spiorad naomh: agus atáid an triúrsa na naon.

8. Agus atá triúr ar an dtalamh do ní fiadhnuise, an spiorad, agus an tuisge, agus an fhuil: agus tigid an triúrsa ré chéile ar aon ní.

9. Dá ngabam chuguinn fiadhnuise daoineadh, as mó ná sin fiadhnuise Dé: óir a sí so fiadhnuise Dé, noch do rinne sé dfiadhnuise a dtaoibh a mic.

10. An tí chreideas a mac Dé, atá an fiadhnuise aige ann féin: an tí nach ccreideann Dia, do rinne sé bréugach dhe, do bhrígh nar chreid sé don fhiadhnuise noch do rinne Dia a dtaoibh a mic.

11. Agus a sí so an fhiadhnuise sin, go dtug Dia an bheatha mharthannach dhúinne: agus is ann a mhac atá an bheathasa.

12. An tí agá bhfuil an mac aige, atá an bheatha aige: an tí ag nach bhfuil mac Dé ní bhfuil an bheatha aige.

13. Do sgríobh mé na neitheise chuguibhse, a dhream chreideas a nainm mhic Dé: chum a fheasa do bheith aguibh, go bhfuil an bheatha mharthannach aguibh, agus ionnus go gcreidfidhe sibh a nainm mic Dé.

14. Agus a sé so an dóchas atá aguinn as, * eadhon má iarrmuid éinní air do réir a thola, go néisdeann sé rinn. * Caib. 3. 22.

15. Agus má atá a fhios aguinn go néisdeann sé sinn fá gach ní dá sirmid, atá a fhios aguinn, go bhfuilid na hiarratais do iarramar air, ar fagháil aguinn.

16. Dá

16. Dá bhfaiciḋ éinneach a dhearbhráthair
ag peacughaḋ a bpeacaḋ nach [bhfuil] chum
báis, iarrfaiḋ sé agus do bhéura sé
beatha don tí nach déun peacaḋ ċum báis.
*Math.12. 31. Marc. 3. 29. * Atá peacaḋ ann ċum báis: ní ar a son
sin a deirim leis guidhe.
17. As peacaḋ gach uile éugcóir:
gidheaḋ atá peacaḋ ann nach[bhfuil] ċum báis.
18. Atá a fios againn, gach neach
atá ar na ṫuismeaḋ ó Dhia, nach bpeacui-
ġeann sé: acht an tí atá ar na ṫuismeaḋ
ó Dhia, bí coiṁéudach air féin, agus ní
bheanann an droċ [spiorad] ris.

19. Atá a fios againn gur ab ó
Dhia atámaoid, agus go bhfuil an saoghal
uile na luighe sa nolc.
20. Agus atá a fios againn go dtáinic mac Dé, agus go dtug sé tuigse
dhúinn ris an Dia fíre daiṫniughaḋ:
agus atámaoid sa Dia fíre sin, ann a
ṁac Iósa Criosd. As é so an fír Dhia,
agus an beaṫa ṁarṫannaċ.
21. A ċlann beag, coiṁéudaidh sibh
féin ar iodhaltaibh. Amén.

# DARA EPISTIL EOIN ABSDAIL.

AN sgnóir ċum na baintighearna toghtha, agus chum a cloinne, dá bfuil mo ġrádh go firinneaċ, agus ni hé mo ġrádsa amáin, aċ grád na nuile mar an gcéudna noċ fuáir eólas ar an bfírinne:

2. Ar son na firinne ċomhnuigheas ionnuinn agus bias maille ruinn go sioruidhe:

3. Grása, trocaire, agus siotċáin maille ribh, ó Dhia atar, agus ón dtighearna Iósa Criosd mac a natar, maille ré firinne agus ré grád.

4. Do bi gáirdeaċas mór oram, do bríġ go bfuáir mé [cuid] dod ċloinnse ag siubal do réir na firinne, amhuil fuaramar aitne ó natair.

5. Agus a nois iarruim dat-ċuinge ort, a baintighearna, (* ni mar do beinn ag sgriobad aitne nuáide ċugad, ach [na haitne] do bi aguinn ó tosuigh,) eadhon a ċéile do ġrádhughad dúinn.

* 1 Eoin. 2. 7.

6. Agus a sé so an grád, eadhon sinn do siubal do réir a aitheantasan. A sé so a naitne, do réir mar do ċúalabhair ó tosuigh, ċum beit dhib ag siubal innte.

7. Oir is iomda mealltóir táinic a steaċ sa doman, naċ admhuigheann Iósa Criosd do teaċt a gcolluinn. Gidh bé atá mar sin, as mealltóir agus ainticriosd é.

8. Tugaidh aire ribh féin naċ léigfeam amugha na neite do soṫruigheamar, ach go mad héidir linn lánluaċ sotair do ġlacad.

9. Gid bé neaċ sáruigheas agus naċ comhnuigheann a dteagusg Chriosd, ni bfuil Dia aige: an ti ċomhnuigheas a dteagusg Chriosd, atá an tatair agus an mac aige.

10. Dá dtigid éinneaċ ċugaibh, agus naċ dtabhair sin an teagusgsa, ná gabhaidh ċugaibh a steaċ é, agus na beannuighe dó.

11. Oir an ti beannuigheas dó, atá sé páirtaċ ré na droċ-gniomharthaibh.

12. Biod go raib mórán do neitib agum ré a sgriobad ċugaibh, nior báil leam sgriobad ré papéur agus ré dub: as atá súil agum ré teaċt ċugaibh, agus ré labhairt [ribh] béul ar béul, ċum ar ngáirdeaċais do beit iomlán.

13. Cuirid clann do deirbhsethar togtha, beatha agus sláinte chugad. Amén.

# TREAS EPISTIL EOIN ABSDAIL

AN seanóir ċum Gáius ġrá-
ḋuiġ, dá bfuil mo ġráḋ go
fírinneċ:
2. A [ḋearbhráṫair] ġrá-
ḋuiġ, do bfearr lem ar tús go bfaġṫá
séun agus sláinte, amhuil atá séun ar
ṫanam.
3. Oir do ġab gáirdeaċas mór mé,
an tan ṫangadar na dearbhráiṫre, a-
gus do rinnedar fiaḋnuise don ḟírinne
atá ionnadsa, do réir mar siublas tú
sa bfírinne.
4. Ní bfuil gáirdeaċas agum as mó
ná so, eadhon go gcluinim go bfuilid mo
ċlann ag siubal sa bfírinne.
5. A [ḋearbhráṫair] ghrádhuigh, is
deiġċreidmeaċ do ni tú gaċ a ndéun
tú do na dearbhráiṫrib, agus do ḋeó-
raiḋib,
6. Noċ do rinne fiaḋnuise dod ġráḋ
a láṫair na heaglaise: is maiṫ do ḋéu-
nas tú má beir tú fá ṡliġe mar is
fiu Dia.
7. Oir is ar son a anma-san do
ċúadar amaċ, gan ni ar biṫ do ġla-
caḋ ḋóib, ó na cineaḋaċuib.
8. Uime sin atá ḋfiaċuib orruinne a
leiṫéid sin do ġabáil ċuguinn, ionnus go
mbéimis ar gcomhlus cabarṫa don fí-
rinne.
9. Do sgríob mé ċum na heaglaise:
aċ Diotréphes, rér mian áirdċeannas
do beiṫ aige ós a gcionn, ni ġabann sé
ċuige sin.
10. Ar a nadhbharsa, más teas
ḋam, cuirfeaḋ a gcéill a gniomharṫa
do ni sé, ag cur ċallóide orruinn ré
briaṫruib urċóideacha: agus ni lór
leis sin, aċ ni ġaban sé féin na dear-
bráiṫre ċuige, agus cuirid toirmeasg
ar an druing lér ṁian, agus cuiridh
sé amaċ as a neaglais [iad.]
11. A [ḋearbhráṫair] ġráḋuigh, ná
lean don olc, aċ don maiṫ: an ti do
ni an ṁaiṫ, is ó Dhia atá sé: as an
ti do ni an tolc, ni ḟacuiḋ sé Dia.
12. Atá deaġṫeisd ar Dhemétri-
us ag na [dearbráiṫrib] uile agus
ag an bfírinne féin: agus do niomuid-
ne fós fiaḋnuise [ris:] agus atá a
ḟios aguibse gur fírinneċ an fiaḋnui-
se do niomuid.
16. Do bí mórán agum ré a sgrío-
baḋ, aċ ni háill lem a sgríobaḋ ċugad
ré dub agus ré peann.
14. Oir atá súil agum ré thusa
ḋfaicsin go haiṫġearr, agus laibeó-
ram béul ar béul.
15. Siotċáin maille riot. Cuirid
na cáirde a mbeannaċt chugad. Beir
beannaċt ċum na gcarad tré na nainm.

# Epistil Ghinearalta Iudais Absdail.

Iudas searbhfoghantuighe Iosa
Criosd, agus dearbhráthair
Sheumuis, chum na druinge
atá ar na ngairm, ar na
naomhadh ó Dhia athar, agus ar na gcoi-
mheud fá chomhair Iosa Criosd:

2. Trócaire, síothcháin, agus grádh,
go raibh maille ribh go ro líonmhar.

3. A [dhearbhraithre] grádhacha ar
ndéunamh a nuile dhithchill dam ar sgrí-
obhadh chugaibh, a dtimchioll an tslánuigh-
the choitchinn, do bhí na riachtanus oram
sgríobhadh chugaibh, chum bhur dteagaisg fá
chathughadh go dithchiollach ar son an
chreidimh tugadh éunuair amháin do na
naomhaibh.

4. Oir tangadar daoine áirighe
neamhdhiadha ar téaltógh a steach, noch
do bhí fada ó sin roimh láimh orduighthe
chum an bhreitheamhnuis so, noch iompoigheas
grás ar Ndé a neamhghloine, agus séu-
nas an taon mhaighisdir Dia agus ar
dtighearna Iosa Criosd.

5. Ar a nadhbharsin, is mian leam
bhur ccur a gcuimhne, ar bhfaghail a
fheasa so éunuair amháin, an tan do shaor
* Uibhre. an tighearna an pobal ó Néigipt, * gur
14.37. sgrios sé na dhiaigh sin an dream nár
chreid.

* 2 Phead. 6. Na * haingil mar an gcéudna
2. 4. nár choimhéid an chéud sdaid ann a raba-
dar, ach do fhág a nionadh comhnuighe féin,
do choimhéid sé iad a ngeimhlibh síorruidhe
fá dhorchadas, chum breitheamhnuis an láe
mhóir.

* Gein. 19. 7. Do réir mar atá * Sodom agus
24. Gomorra, agus na caithreacha na dtim-
chioll, noch do lean do dhrúis air an modh
ccéudna sin, agus do lean dainmhianaibh
coimhthigheacha na colla, ar na gcur síos
na neisiomplair, ag fulang péine na
teineadh síorruidhe.

8. Ach fós mar an gcéudna, sa- * 2 Phead.
luighid an dreamsa tré na gcodladh an 2. 10, 11.
cholann, agus cuirid uachdaránachd a
dtarcuisne, agus do níd ancaint ar
an lucht agá bhfuil áirdcheannas.

9. Gidheadh Michael an tarcaingeal,
an tan do chathuigh sé a naghaidh an dia-
bhail, agus do rinne sé díospóireacht a
dtimchioll chuirp Mhaoise, níor lamh sé
breath mhasluightheach do bhreith air, acht a du-
bhairt sé, *go nimdheargha an tighearna thú. *Zach. 3. 2.

10. Ach do níd an dreamsa ancaint
ar na neithibh nach aithnid dóibh: agus
gidh bé neithe ar a bhfuil eólas nadúrtha
aca, do réir na nainmhinteadh gan réu-
sun, truaillid iad féin ionnta.

11. Budh haingbhinn dóibh: óir do lea-
nadar long Cháin, agus do chuadar
amugha tré mheallthóireacht thuarasdail
*Bhálaaim, agus do sgriosadh iad tré * 2 Phead.
beith dóibh comhcontrardha ré Córe. 2. 15.

12. As buill cháidheacha iad so ann bhur
bhféusdaibh grádha, an tan bhíd ar
féusda maille ribh, dá mbeathughadh féin
gan faitcheas ar bith: * neóill gan ui- * 2 Phead.
sge dá mbreith fá gcuairt ris na gaoi- 2. 17.
thibh: crainn do mheath, ar nach bhfuil to-
radh, do éug fá dhó, ar na mbuain as a
bhfréumhach;

13. Garbhthonna fairrge, sgeitheas a
náire féin amhuil cubhar; réulta se-
chráin, fá chomhair a bhfuil an dorchadas
fíordhorcha dá thaisge go síorruidhe.

14. Agus do rinne Enoch fós an
seachtmhadh [pearsa] ó Adhamh fáidhea-
dóireacht ar a samhuil so, ag rádh; féuch,
atá an tighearna ag teacht gon a mhíltibh
naomh:

15. Chum

15. Chum breiṫeaṁnuis do ḋéunamh
ar na huile ḋaoinib, agus dimḋeargaḋh
gach a bhfuil neaṁḋiaġa na measg ar
son na nuile ġníoṁarṫaḋ neaṁḋiaġha
do rinneadar, agus ar son gach uile
ḋroċḟocal dar labhradar na peacaiġ neaṁ-
ḋiaġa na aġaiḋ.

16. As lucht monmhuir agus gearáin
an droingsa, bios ag siubal réir a
naimhian féin: agus atá labhraḋ a
mbéul neiṫe aiḋbéil, maille ré bheith
dóib ag déunaṁ iongantais do pearsa-
nuib daoineaḋ do ġráḋ éudála.

17. Gidheaḋ bioḋ cuiṁne agaibhse a
ċáirde, ar na briaṫraib noċ do labhra-
dar asdail ar dtiġearna Iosa Criosd
roiṁe so,

18. [Eadhon] go ndubhradh rib * go
mbiaḋ lucht sgige sa naimsir deiġe-
naiġ, ag siubal do réir a naimhian
neaṁḋiaġa féin.

* 1 Tim. 4. 1. 2 Tim. 3. 1. 2 Pheadair 3. 3.

19. As iad so an dream sgaras iad
féin ré cách [agus iad] colluiḋe gan
an spiorad.

20. As ar mbeiṫ ḋibhse, a ċáirde,
dá bur bfollamnuġaḋ féin ann bhur
gcreideaṁ ro naoṁṫa, maille ré beith
ḋib ag urnaiġe sa spiorad naoṁ,

21. Coiṁéudaiġ sib féin a ngráḋh
Dé, ag suil ré trócaire ar dtiġearna
Iosa Criosd, ċum na beaṫa marṫanaiġ.

22. Agus bioḋ truáiġe agaib do
ḋruing áiriġe ar ndéunaṁ eidirdhealuiġe
ḋib eatorra:

23. Agus slánaiġ dream eile ré
faitcheas, dá dtarraing as an dteine:
agus fós bioḋ fuaṫ agaib don néudaċ
atá ar na salċaḋ ón gcolainn.

24. Fá deóiġ, don tí léur féidir
bur gcoiṁéud ar oilbéim dfaġáil, a-
gus bur gcur a bfiaḋnuise a ġlóire
féin gan ċoir ar biṫ maille ré ro
ġáirdeaċas,

25. Don naon Dia eagnaiġe na slán-
air ar slánaiġṫeóir, glóir agus mor-
ġaċ, neart agus cumaċta, a nois agus
go saoġal na saoġal. Amen.

taisbeunadh

# TAISBEUNADH A NAPSDUIL AGUS AN TSOISGEULUIDH EOIN AN DIAGHAIRE.

## CAIB. I.

Taisbēunaḋ Iosa Criosd, noċ tug Dia dó, ċum na neiṫeann is ēigean do bheith ann go luath, dfoillsiughadh dhá shearbhfoġantaiḃ: agus ar gcur teachdaireachta uaḋ ré na aingeal dó, do taisbéin sé dá searbfoġantuiġe Eóin:

2. An ti do rinne fiaḋnuise do bréitir Dé, agus dfiaḋnuise Iosa Criosd, agus dá gaċ ni dá bfacaiḋ sé.

3. As beannuiġe an ti léiġeas, agus an dream éisdeas briatra na fáiḋeadóireaċta so, agus coiṁéudus na neiṫe atá sgriobṫa innte. Oir atá a naimsir a láṫair.

4. Eóin, ċum na seaċt neaglaiseaḋ atá sa Násia; grása maille riḃ, agus siotċáin, * ón ti atá, agus do bhi, agus bias: agus ó na seaċt sbioradaiḃ noċ atá a bfiaḋnuise a árochatċáthaoireaċ ion:

5. Agus ó Iosa Criosd, an fiaḋnuise fíre, * an ċéidġin ó ṁarḃuiḃ, agus prionnsa ós riogaiḃ na talṁan: an ti do ġráḋaiġ sinn, agus * do ionnail sinn ór bpeacaḋuiḃ ré na fuil féin:

6. Agus do rinne dhinn * righṫe agus sagairt do Dhia agus dá aṫair: glóir agus cuṁaċta dósan go ssaoġal na ssaoġal. Amén.

7. * Féuċ, atá sé ag teaċt maille ré néullaiḃ, agus do ċífiḋ gach uile súil é, * agus an dream féin do ṫoll é: agus caoinfiḋ na huile treaba na talman na fiaḋnuise: as amluidh [bias,] Amén.

8. * As mise Alpha agus Oméga, an tosaċ agus an deireaḋ, a deir an tiġearna, an ti atá, agus do bi, agus bias, an ti atá uile cuṁaċtaċ.

9. Do bi misi Eóin, bur ndearbráṫair, agus bur gcoṁcompánach a ttriob buáiḋearṫa agus rioġaċta agus fulaing Iosa Criosd, sa noiléun dá ngoirṫear Patmos, ar son bpeithre Dé, agus ar son fiaḋnuise Iosa Criosd.

10. Agus do coiṁéigniġeaḋ mé ris an sbioraiḋ a ló an tiġearna, agus do ċualaiḋ mé don taoiḃ siar dhiom guth mór mar [fuáim] stoic,

11. Ag ráḋ, as mise Alpha agus Oméga, an céidneaċ agus a neaċ deiġeanaċ, agus sgriobsa a leabar an ni do ċí tú, agus cuir uáit é ċum na seaċt neagluiseaḋ atá sa Násia, ċum Ephesuis, agus ċum Smirna, agus chum Pheargamuis, agus chum Tiatira, agus ċum Sardis, agus ċum Philadelphia, agus chum Laodicea.

12. Agus do iompoig mé ar mo ċúl, ċum an goṫa do labair riom dfaicsin: agus ar niompóġ dam, do ċonnairc mé seaċt gcoinnleóiriġ órrġa:

13. Agus a meaḋón na seaċt gcoinnleóir sin, [neaċ bá] cosṁuil ré mac an duine, * noċ fá raiḃ éudaċ ráinic sios go a sáluiḃ, agus crios órrġa taris a dtimċioll a ċioch. * Dan. 10. 5, 6.

14. Agus [do bí] a ċeann agus a ġruáag coimgeal ré holuinn gil, nó ré sneaċta: agus a súile cosṁuil ré lasair teineaḋ.

15. Agus bá cosṁuil a chosa ré fionnbruine, amuil ar na ndeargaḋ a nuáiṁ tineaḋ: agus bá cosṁuil a guṫ ré fuáim moráin duisgioḃ.

16. Agus do bi aige na láiṁ deis seaċt

* Exod. 3. 14.
* 1 Cor. 15. 20. Col. 1. 18.
* Eabhr. 9. 14. 1 Eóin. 1. 7.
* 1 Phead. 2. 5.
* Dan. 7. 13. Math. 24. 30.
* Zachar. 12. 10.
* Caib. 21. 6. & 22. 13.

seacht réulta: agus cloidheamh géur dhá fhaobhar ag teacht amach as a bhéul: agus a ghnúis, amhuil dhealruigheas an ghrian ann a láidireacht.

17. Agus an tan do chonnairc mé é, do thuit mé síos agá chosaibh a marbh, agus do chuir seision a lámh dheas oram, ag rádh riom; ná bíodh eagla ort: * as mise an céadna agus an neach deigheanach,

*Isai. 41.4. & 44.6.

18. Agus an tí atá beó, gidh go raibh mé marbh: agus féuch, atáim beó go saoghal na saoghal. Amén. Agus atáid eochracha ifrinn agus an báis agam.

19. Sgríobh na neithe do chonnairc tú, agus na neithe atá ann, agus na neithe thiucfus na dhiaigh so.

20. Rúndiamhair na seacht réult do chonnairc tú um láimh dheis, agus na seacht gcoinnleóir órrdha: a siad na seacht réulta, seacht naingil na neaglaiseadh: agus na seacht gcoinnleóir do chonnairc tú, a siad na seacht neaglaiseacha iad.

## CAIB. 2.

SGríobh chum aingil eagluise Ephesus, ag so na neithe a deir an tí congmhas na seacht réulta na láimh dheis, noch siubhlas a meadhón na seacht gcoinnleóir órrdha:

2. As aithnidh dhamh hoibreacha, agus do shaothar, agus thfoighid, agus nách éidir leat iomchar ris na droch dhaoinibh: agus gur dhearbh tú an dream a deir gur ab apstoil iad féin, agus nách eadh, agus fuair tú bréugach iad.

3. Agus do chuiris eire ort, agus iomchruidh tú go foighideach: agus ar son m'anma-sa do rinne tú saothar, agus níor thuirsigheadh tú.

4. Gidheadh atá agum a taobh, gur thréig tú do cheud ghrádh.

5. Uime sin bíodh cuimhne agud, cá hionad as ar thuit tú, agus bíodh aithreachas ort, agus déun na céudoibreacha: nó tiucfuidh mé chugad go haithghearr, agus athróchad do choinnleóir as a ionad, mona ndearna tú aithrighe.

6. Gidheadh atá so agad, go bhfuil fuath agad doibreachaibh na Nicolaitech, dá bhfuil fuath agumsa mar an gcéudna.

7. An tí agá bhfuil cluas, éisdeadh sé créd a deir an spiorad ris na heaglaisibh: do bhéura mé don tí beireas buaidh, ní ré aithe do chrann na beatha, noch atá a meadhón Pháirrthais Dé.

8. Agus sgríobh chum aingil eaglaise na Smyrna: ag so na neithe a deir an céadna agus an neach deigheanach, noch fuair bás, agus atá beó.

9. As aithnidh dhamh hoibreacha, agus do bhuaidhirt agus do bhochtaine (gidheadh atá tú saidhbhir) agus an masla do beir an dream, noch a deir gur Iúdaigh iad féin, agus ni headh, ach Sinagóig Shátain.

10. Ná bíodh eagla éinneithe dá bhfuilingeóchaidh tú ort: féuch, teigeumhaidh go dteilgfe an diabhal cuid aguibh a bpríosún, chum bur ndearbhtha: agus biáidh sibh dá bur mbuaidhreadh deich lá. Bí dílis go bás, agus do bhéursa dhuit coróin na beatha.

11. An tí agá bhfuil cluas, éisdeadh sé créd a deir an spiorad ris na heaglaisibh: an tí beireas buaidh, ni bhfuighe sé dochar ón dara bás.

12. Agus sgríobh chum aingil na heaglaise atá a bPergamus: ag so na neithe a deir an tí agá bhfuil an cloidheamh géur dá fhaobhar:

13. As aithnidh dhamh hoibreacha, agus hionad comhnuighe, a náit a bhfuil árdchathaoir Shátain, agus coiméudann tú mainmse, agus níor shéun tú mo chreidemh, sna laethibh fós ionar marbhadh Antipas mfiadhnuise fíre eadrhuibhse, sa nionad na bhfuil Sátan na chomhnuighe.

14. Gidheadh atá beagán agum a taobh, go bhfuil agud sa náit sin dream leanas do * theagusg Bhálaam, an tí do theagaisg Bálac fá adhbhar oilbhéime do chur roimhe cloinn Israél, ionnus go níosdáis na neithe do bhí ar na nidhbairt do dhiobhalaibh,

* Uibhire. 25.

diobhaluibh, agus go ndéunaidis sdriopachas.

15. As amhluidh sin atá agadsa mar an gcéudna, drong lenas do theagasg na Nicoláiteach, an ni [illegible] a bfuil fúath agumsa.

16. Déun aithrighe: nó tiucfa mé chugad go haitghearr, agus troidfead riu ré cloidheamh mo bhéil.

17. An ti agá bfuil clúas, éisdeadh sé creád a deir an spiorad ris na heagluisibh: do bhéurad don ti beireas buáidh, ni ré a ithe don mhanna foluighthe: agus do bhéur dhó cloch gheal, agus ainm nuadh sgriobhtha air an gcloich, nách aithnidh dóin neach acht amháin don ti ghlacas í.

18. Agus sgriob chum aingil na heagluise atá a Dtiatira: ag so na neithe a deir mac Dé, agá bfuilid a shúile mar lasair theineadh, agus a chosa cosmhuil ré fionbhruine.

19. As aithnidh dhamh hoibreacha, agus do ghrádh, agus do mhiniosdrálas, agus do chreideamh, agus dfoighid, agus do ghniomhartha, agus gur lionmhuire iad fá deireadh ná ó thosach.

20. Gidheadh atá beagán agum a tadhuigh, go bfuilngeann tú don mhnaoi * Ieasabel, a deir gur banfháidh í féin, teagusg do thabhairt uáithe, agus mo sheirbhfoganthuigheoirsa do mhellad, chum sdriopachais do dhéunamh, agus chum na neitheann atá ar na niodhbhairt diobhaluibh ithe.

* 1 Riogh. 16. 31.

21. Agus tug mé aimsir dhi chum aithrighe dhéunamh a dtaobh a sdriopachais: agus ni dhearna sí aithrighe.

22. Féuch, teilgfe mé í a leabhaidh, agus an drong do ni adhaltrannas ria, a mbuáidhirt ro mhóir, muna ndearnaid siad aithrighe a dtaobh a ngniomhartha.

23. Agus sgriosfa mé a clann ris an mbás: agus tuigfid na heaglaiseacha uile * gur misi sgrúduigheoir na nduban agus na gcroidhtheach: agus do bhéur dá gach aon aguibhse réir bhur ngniomhartha.

* Psal. 7. 9. Jer. 11. 20. & 17. 10.

24. Agus a deirim ribhse, agus ris an gcuid eile do lucht Thiatira, an méid nach ccongmhann an teagusgsa, agus dá nach feas doimhne Shátain, mar a deirid siad: ni chuirfead oruibh úalach eile.

25. Gidheadh congmhuidh an ni atá agaibh, go teacht damhsa.

26. Agus an ti beireas buáidh, agus choimhedas moibreachasa gus an gcrich deigheanach, do bhéar cumhachta dhó ós cionn na gcinedhach:

27. Agus * do dhéunaidh a riaghlughadh, ré slait iarainn: [agus] do dhéuntar a gcoimbrisead, mar soithighe criadh, amhuil as do ghlac mise fós óm athair: * Psal. 2. 9.

28. Agus do bhéur dhó réult na maidne.

29. An ti agá bfuil clúas, éisdeadh sé, creád a deir an spiorad ris na heaglaisibh.

## CAIB. 3.

AGus sgriob chum aingil na heagluise atá a Sardis: ag so na neithe a deir an ti agá bfuilid seacht spiorada Dé, agus na seacht réulta: as aithne dhamh hoibreacha, go bfuil ainm ort beith beó, gidheadh atá tú marbh.

2. Bi ad dhúsacht, agus neartuigh an chuid eile atá a mbaoghal báis: óir ni bfuáir mé hoibreacha iomlán a bfiadhnuise Dé.

3. Uime sin biodh na neithe do ghlac, agus do chúala tú ar choimhne agad, agus connaimh iad agus déun aithrighe. Ach chena * muna ndearna tú faire, tiucfa mé ort mar ghadaighe, agus ni biáidh fios na huáire a dtiucfa mé ort agad. * 1 Tessal. 5. 2. 2 Phead. 3. 10.

4. Atá beagán danmannuibh fós agad a Sardis, nár saluidh a néudaighe: agus siubholuid siad má rom riomsa a [néudaighibh] gléigheala: óir as fiu sin iad.

5. An ti beireas buáidh, biáidh sé ar na éudughadh déudaighibh gléigheala: agus ni sgriosfad a ainm choidhche as * leabhar na beatha, as aidmeóca mé a ainm a bfiadhnuise matar, agus a bfiadhnuise a aingeal. * Phil 4. 3. Caib. 20. 12.

6. An

6. An tí agá bhfuil cluas, éisdeadh sé, créd a deir an spiorad ris na heagluisibh.

7. Agus sgriobh chum aingil na heagluise atá a bPhiladelphia: ag so na neithe a deir an neach naomhtha firinneach, agá bhfuil * eochair Dháibhi: an tí osglas, agus ní dhúnann éinneach; an tí dhúnas, agus ní osglann éunduine.

* Isai. 22. 22.

8. As aithnidh dam hoibreacha: féuch, do chuir mé dorus osgailte romhad, agus ní héidir déinneach a dhúnadh: do brígh go bhfuil brígh beag ionad, agus gur choiméid tú mo bhriatharsa, agus nar shéun tú mainm.

9. Féuch, do bhéura mé uatha an drong do shinagóig Shátain noch a deir gur Iúdaighe iad féin, agus nach eadh, ach do nid bréug, féuch do bhéura mé orrtha teacht agus sleuchduin do dhéunamh ag ad chosuibhse, agus biáidh a fios aca go dtug mise grádh dhuit:

10. Do brígh gur choiméid tú briathar mfoighideasi, do dhéunsa tusa choiméud ar aimsir an chathuighe, noch atá chum teacht ar a tsaoghal uile, chum dearbhtha na droinge áitighes an talamh.

11. Féuch, tiucfa mé go haithghearr: coinnaimh an ní atá agad, ionnus nách bhéuradh éinneach do choróin uait.

12. Do dhéuna mé posda a dteampoll mo Dhé don tí beires buáidh, agus ní racha sé ní sa mhó amach as: agus cuirfeadh ainm mo Dhé sgriobtha air, agus ainm chaithreach mo Dhé, Iarusalém núadh, noch thig a nuas ó neamh ó mo Dhia, agus mainm núadh féin.

13. An tí agá bhfuil cluas, éisdeadh sé créd a deir an spiorad ris na heagluisibh.

14. Agus sgriobh chum aingil eagluise Laodicéa: ag so na neithe a deir Amén, an fiadhnuise dhileas firinneach, tosach chruthuighthe Dé:

15. As aithne dam hoibreacha, nach bhfuil tú fuar ná teith: do bfearr leam go mbeitheá fuar nó teith.

16. Uime sin, do brígh go bhfuil tú boigtheith gan beith teith nó fuar, atá fúm do sgeith amach as mo bhéul.

17. Oir a deir tú, atáim saidhbhir, agus lionta do mhaoin, agus ní bhfuil riachdanus éinneithe oram: agus gan a fios agad go bhfuil tú dearóil, agus ad thruaghán, agus bocht, agus dall, agus lomnocht.

18. Do beirim do chomhairle dhuit, ór a cheannach uáimse do dhearbhadh a dteine, ionnus go mbeitheá saidhbhir: agus éudaighe geala, chum a gcur iomad, ionnus nach budh léir gráineamhlacht do lomnochtuighe: agus ung do shúile ré fobhacht na súl, ionnus go madh léir dhuit.

19. An méid is ionmhuin leamsa, * cronuighim agus smachtuighim [iad.] Uime sin bíodh teasghrádh agad, agus déun aithrighe.

* Seanráite 2. 11. Eabhr. 12. 3.

20. Féuch, seasaim ag an dorus, agus bím dá bhualadh: má éisdeann éinneach rem ghuth, agus go nosgeólaidh an dorus, racha mé a steach chuige, agus ioshad mo shuipéir maille ris, agus eision maille riomsa.

21. Do bhéur cead don tí beireas buáidh, suidhe maille riom um chathaoir rioga, amhuil fós rug mise buáidh, agus shuighim a bhfochair mathar ann a chathaoir riogasan.

22. An tí agá bhfuil cluas, éisdeadh sé créd a deir an spiorad ris na heagluisibh.

## CAIB. 4.

Na dhiaigh so do féuch mé, agus féuch, dorus ar neamh, agus an chéud ghuth do chualaidh mé, mar [fuáim] stoic ag labhairt riom, ag rádh; gab a nios ann so, agus foillseóchad dhuit na neithe as éigean do dhéunamh na dhiaigh so.

2. Agus do bhí mé gan fuireach san spioraid, agus féuch, do bhí cathaoir riogha ar na suidheadh ar neamh, agus do bhí neach na shuidhe sa gcathaoir.

3. Agus an tí do shuigh, bá cosmhuil é ré na féuchain ré cloich iaspis agus Shardis: agus [do bhí] bogha uisge a dtimcheoll na cathaoire fá gcuáirt,

áirt, bá cosṁuil ré na ḟeuċain ré
[cloiċ] Smaragad.
4. Agus a dtimċioll na caṫaoireaċ
fá gcuáirt, [do bádar] ceiṫre ca-
ṫaoireaċa fiċead: agus do ċonnairc mé
sna caṫaoireaċaiḃ sin na suiḋe ceaṫrar
ar fiċid seanóir umá raiḃ éudaiġe glei-
ġeala: agus do bádar coróna óir
aca ar a gcennaiḃ.
5. Agus táinic amaċ ón gcaṫaoir
sin, tintreaċ, agus tóirrneaċ, agus go-
ṫanna: agus [do bádar] seaċt lampro-
ġe teineaḋ ar derglasaḋ a bfiaḋnuise
na caṫaoireaċ, agárab iad seaċt sbiora-
da Dé iad.
6. Agus [do bí] a bfiaḋnuise na
caṫaoireaċ, fairrge gloine bá cosṁuil
ré criostal: agus eidir an gcaṫaoir
agus na neiṫe do bí na timċioll, [do
bádar] ceiṫre beaṫaiġ lán do ṡúilibh
rompaḋ agus na ndiaiġ.
7. Agus bá cosṁuil an céud be-
ṫaċ ré leoman, agus an dara beṫach
cosṁuil ré laoġ, agus ag an dtreas
beṫaċ do bí aġaiḋ mar ḋuine agus bá
cosṁuil an ceaṫramaḋ beathaċ ré hio-
lar ag eitealluġaḋ.
8. Agus do bí ar gaċ beathaċ fó
leiṫ do na ceiṫre beaṫaiġiḃ sin, sé
sgiaṫáin fá gcuáirt, agus iad don
taoḃ a stiġ lán do ṡúiliḃ: agus nior
sguireadar do ló ná doiḋċe dá beiṫ ag
* Isai. 6.3. ráḋ; * [is] naoṁṫa, naoṁṫa, naoṁṫa,
an tiġearna Dia uile ċuṁaċtaċ, an té
bí, agus atá, agus biaſ.
9. An tan tugadar na beaṫaiġ sin
glóir, onóir agus buiḋeaċas don té bí
na ṡuiḋe sa gcaṫaoir, noċ a ṁaireas go
saoġal na saoġal,
10. Do leigeadar an ceaṫrar ar fi-
ċid seanóir iad féin sios a bfiaḋnuise
an té do ṡuiḋ sa gcaṫaoir, agus tu-
gadar onóir don té ṁaireas go saoġal
na saoġal, agus do ṫeilgeadar a gco-
rónaċa a bfiaḋnuise na caṫaoire, ag
ráḋ;
* Caib. 9. 11. * As fiu ṫú a ṫiġearna, glóir,
12. agus onóir, agus cuṁaċta dfaġáil:
óir as tú do ċruṫuiġ na huile neiṫe,
agus as tré do ṫoil-se atáid, agus do
cruṫuiġeaḋ iad.

## CAIB. 5.

AGus do ċonnairc mé ar láimh
deis an ti do bí na ṡuiḋhe
sa gcaṫaoir, leabar sgri-
oḃṫa don taoḃ a stiġ agus
don taoḃ a muiġ, do daingniġeaḋ ré seaċt
séula.
2. Agus do chonnairc mé aingeal
neartmar, noċ do ṡearmóruiġ do ġuth
árd; cia atá iomċubaiḋ ċum an lea-
bair dfosgladh, agus ċum a ṡéulaiġhe
sgaoileaḋ?
3. Agus nior bféidir ré héinneach
ar neaṁ, ná ar talaṁ, ná fói an dtalaṁ,
an leabar dfosgladh, ná fós féuċain air.
4. Ann sin do ċaoi mise go mór, do
bríġ naċ raiḃ éinneaċ air fagáil, do bfiu
an leabar dosgladh ná a léuġaḋ, na fós
féuċain air.
5. Agus a duḃairt neaċ do na se-
nóiriḃ riom; ná guil, féuċ, * ruġ an * Gein. 49.
leoman do ṫreiḃ Iuda, fréuṁ Dháibhi, 9.
buaiḋ air an leabar dfosgladh, agus ar
a seaċt séulaiġiḃ do sgaoileaḋ.
6. Uime sin do féuch mé, agus
féuċ, a meaḋón na caṫaoireaċ, agus na
gceiṫre mbeaṫaċ, agus a meaḋón na
seanóir, uan na ṡeasaṁ amhuil tar éis a
ṁarbṫa, ar a rabadar seaċt nadarca,
agus seaċt súile, agar ab iad seaċt sbio-
rada Dé iad, do cuireaḋ amaċ fead na
talman uile.
7. Agus táinic sé, agus do ġlac
sé an leabar as láiṁ deis an ti do bí
na suiḋe sa gcaṫaoir.
8. Agus ar nglacaḋ an leabair dó,
do leigeadar na ceiṫre beaṫaiġ, agus
an ceaṫrar ar fiċid seanóir iad féin
sios a bfiaḋnuise a nuáin, ar mbeiṫh
cláirseaċ agus soiṫeaċ nóir aca gach
aon díob fó leiṫ, lán do deaġbalaiḋiḃ,
agár ab iad urnuiġe na naoṁ iad.
9. Agus do ċanadar caintic nuaḋ,
ag ráḋ; ar fiu ṫusa an leabar do ġla-
caḋ, ⁊ a ṡéulaiḋe dfosgladh: do bríġ
gur marbaḋ tú, ⁊ gur ċeannuiġ tú sinne
do Dhia réd fuil féin, as a nuile treiḃ,
⁊ teangaiḋ, ⁊ pobal, ⁊ ciniḋ:
10. * Agus

*1 Phead. 2.9. 10. * Agus go ndearna tú ríghthe agus sagairt dinn dár Ndia féin: agus biam ag riaghlughadh ar an dtalamh.

11. Do féuch mé an tan sin, agus do chualaidh mé guth mórain daingilibh a dtimchioll na cathaoireach agus na mbeathadhach, agus na sendóir: agus a sé lion do bádar ann, * míle ar míle do

*Dan. 7. 10. mhíltibh aingeal:

12. Ag rádh do ghuth árd; as fiu an tUan do marbhadh, cumhachta agus saidhbhrios, agus eagna, agus neart, agus onóir, agus glóir, agus moladh dfaghail:

13. Agus do chuala mé gach uile chreatúir dá bhfuil ar neamh, agus ar talamh, agus fói an talamh, agus dá bhfuil sa bhfairrge, agus gach a bhfuil ionnta, ag rádh; moladh, agus onóir, agus glóir, agus cumhachta don té atá na shuidhe sa gcathaoir, agus don Uan, go saoghal na saoghal.

14. Agus a dubhradar na ceithre beathaigh, Amén. Agus do léigeadar an ceathrar ar fichid sendóir iad féin sios ar a naighthibh, agus tugadar onóir don té mhaireas go saoghal na saoghal.

---

## Cab. 6.

Agus a ndiaigh sin do chonnairc mé, an tan do fosgail an tUan an céid séula do na séulaibh, agus do chualaidh mé beathach do na ceithre beathaighibh ag rádh mar fhuaim tóirrnighe; gab a leith, agus féuch.

2. Agus do féuch mé, agus féuch, each bán: agus an tí do shuidh uirrthe, do bhí bogha aige: agus tugadh coróin dó, agus do chuaidh sé amach maille ré buaidh, agus chum buaidhe do bhreith dó.

3. Agus an tan do fosgail sé an dara séula, do chualaidh mé an dara beathach ag rádh; gab a leith, agus féuch.

4. Agus do chuaidh each eile rúadh amach: agus tugadh cumhachta don té do bhí na shuidhe uirrthe, síothcháin na talmhan do bhreith uais, ionnus go dti-ubhradh orrtha a chéile marbhadh: agus tugadh dó cloidheamh mór.

5. Agus an tan do fosgail sé an treas séula, do chualaidh mé an treas beathach ag rádh; gab a leith, agus féuch. Agus do féuch mé, agus féuch, each dubh, agus an té do bhí na shuidhe uirrthe, do bhí meadh aige na láimh.

6. Agus do chualaidh mé guth a meadhón na gceithre mbeathach ag rádh; miosúr cruithneachta ar pighinn, agus trí miosúr eorna ar pighinn: agus ná mill ola ná fíon.

7. Agus an tan do fosgail sé an ceathramhadh séula, do chuala me guth an cheathramhadh beathaigh ag rádh; gabh a leith, agus féuch.

8. Agus do féuch mé, agus féuch, each glasbhán, agus a sé dob ainm don tí do bhí na shuidhe uirrthe, an bás: agus do lean ifrionn é: agus tugadh cumhachta dóibh ar an gceathramhadh cuid don talamh, a marbhadh ré cloidheamh, agus ré gorta, agus ré bás, agus ré hainmhintibh állta na talman.

9. Agus an tan do fosgail sé an cúigeadh séula, do chonnairc mé fói a naltóir anmanna na ndaoine do marbhadh ar son bhréithre Dé, agus ar son na fiadhnaise do chosnadar.

10. Agus do éigheadar do ghuth árd, ag rádh; cá fad bias tú a thighearna naomhtha fírinnigh, gan breitheamhnus do bhreith agus dioghaltus do dhéunamh ar son ar bfolaimhe, ar an druing áitigheas ar an dtalamh?

11. Agus tugadh dá gach aon díobh fó leith róbuidhe fada gléigeala, agus a dubhradh riu sgur ar feadh tamaill bhig, nó go mbeith [uibhir] a gcoimhseirbhfoghantaighe agus a ndearbhraithreach ar na coimhlionadh, noch do bhí ré hadhaidh a marbhtha mar iadsan.

12. Agus do féuch mé an tan do fosgail sé an seiseadh séula, agus féuch, do chriothnaigh an talamh go mór, agus do rinneadh an ghrian comhdhorcha ré héudach róin, agus do rinneadh an ghealach uile cosmhuil ré fuil:

13. Agus do tuitsedar réulta
neimhe ċum na talman, amhail teilgeas
an crann fige a ubla anabuidh, an tan
bogtar é re gaoith tréin.
*Isai.34.4. 14. * Agus do imṫigh nem tornn,
mar leabrán filltear ar a ċéile: agus
do haṫruigheadh gaċ sliabh agus gach
oiléun as a nionaduibh féin:
15. Agus do folchadar rígthe
na talman, agus na daoine móra, a-
gus na daoine saidbhre, agus na hárd-
ċaiptínighe, agus na daoine cumasa, a-
gus gaċ seirbhfoganṫuighe, agus gach
*Isai.2.19. Hos.10.8. Luc.23.30. duine saor iad féin, * a dtuimṫighibh,
agus a measg ċarrag na sléibhteadh:
16. Agus a dubhradar ris na slé-
ibhtibh agus ris na cairrgibh, tuitidh
orruinn, agus folchaidh sinn ó ghnúis an ti
atá na ṡuidhe sa gcaṫaoir, agus ó fe-
irg a nuáin:
17. Oir táinic lá mór a feirge, a-
gus cia féudus seasamh?

## CAIB. 7.



Agus na diáigh sin do ċonnairc
mé ceiṫre haingil na seasamh
ar ċeiṫre coirrnuibh na tal-
man, ag congmháil ceiṫre
ngaoṫ na talman, ionnus nách
séidfeadh an ghaoṫ ar an dtalamh, ná ar
an bfairrge, ná ar crann ar biṫ.
2. Agus do ċonnairc mé aingeal eile
ag éirghe ón áird a nsoir agá raibh
séula Dé bí: agus do éigh sé do ghuṫ
árd ar na ceiṫre hainglibh dá dtugadh
cumasa an talamh agus a nfairge
milleadh.
3. Ag rádh; ná déunuidh doċar don
talamh, ná don fairrge, ná do na crann-
*Ezech. 9. 4. nuibh, nó go gcuirem * séula ar seirbh-
foganṫuighibh ar Ndé gclárnuibh a néu-
dan.
4. Agus do ċuala mé uibhir na
druinge dar cuireadh an séula: agus
do séuluigheadh céud ceiṫre míle ar dá
ficheadh do míltibh, do threabhuibh ċloinne
Israél uile.
5. Do séuluigheadh dá míle déug do
ṫreibh Iúda: do séuluigheadh dá míle
déug do ṫreibh Rúben: do réuluigheadh
dá míle déug do ṫreibh Ghad:
6. Do séuluigheadh dá míle déug do
ṫreibh Aser: do séuluigheadh dá míle
déug do ṫreibh Nephthali: do séul-
uigheadh dá míle déug do ṫreibh Mha-
nasses:
7. Do séuluigheadh dá míle déug do
ṫreibh Shimeon: do séuluigheadh dá míle
déug do ṫreibh Lébhi: do séuluigheadh
dá míle déug do ṫreibh Issachar:
8. Do séuluigheadh dá míle déug do
ṫreibh Shabulón: do séuluigheadh dá
míle déug do ṫreibh Ióseph: do séul-
uigheadh dá míle déug do ṫreibh Bhenia-
min.
9. Tar a éis sin do féuċ mé, a-
gus féuċ, buidhean mhór nár béidir déirimh-
áireamh, do gaċ uile ċineadh, agus ṫreibh,
agus pobal, agus ṫeangthaidh, na seasamh
a bfiadhnaise na caṫaoireach, agus a
bfiadhnaise a nuáin, umá rabhadar ró-
bhaidhe fada gléigheala: agus pailm ann a
lámhaibh.
10. Agus do éigheadar do ghuth
árd, ag rádh; slánughadh dár Ndiaine
atá na suidhe sa gcaṫaoir, agus do
nUan.
11. Agus do seasadar na haingil
uile a dtimċioll na caṫaoireach, agus na
seanóirigh, agus na gceiṫre mbeaṫach,
agus do léigeadar iad féin síos ar a
naighṫibh a bfiadhnaise na caṫaoireach, a-
gus tugadar onóir do Dhia,
12. Ag rádh, Amén: moladh, agus
glóir, agus eagna, agus buidheċas, a-
gus onóir, agus cumasa, agus neart
dár Ndiaine go saoghal na saoghal.
Amén.
13. Agus do freagair neaċ do na
seanóiribh, ag rádh riom; créd iad an
luċt-sa umá bfuil na róbhaidhe fada
gléigheala, agus cá hionadh as a dtan-
gadar?
14. Agus a dubhairt mise ris; a ti-
ghearna, atá a fios agadsa. Agus a
dubhairt seision riomsa; ag so an dream
táinic as buáidhirt móir, agus do nigh
a róbhaidhe fada, ⁊ do ghealadh iad a bfuil
a nuáin.

15. Uime

15. Uime sin atáid siad a bfiadh-
nuise áirdcathaoire Dé, agus do níd
seirbhís dósan do ló agus doidhche an a
theampoll: agus an ti atá na shuidhe sa
* Caib. 21. * gcathaoir, áiteochaidh sé na measg.
3. 16. * Ni biáidh ocarus ná tart
* Isai. 49. feasda orrtha, agus ni buailfidh an ghrian
10. orrtha, ná teas ar bith.
17. Oir do dhéuna an tuan atá a
meadhón na cathaoireach iadsan do bheathu-
ghadh, agus do dhéunaidh a dtreórughadh
*Isai.25.8. go tiubraidibh uisge na beatha: * agus
Caib.21.4. glanfaidh Dia a nuile dheór ó na súilibh.

## CAIB. 8.

Agus an tan do fosgail sé
an seachtmhadh séula, do bhí ci-
unas ar neamh túairim leath-
uáire.
2. Agus do chonnairc mé
na seacht naingil do sheas a bfiadhnuise
Dé, agus tugadh seacht stoic dóibh.
3. Agus táinic aingeal eile, agus
do sheas sé a bfiadhnuise na haltóra,
agá raibh tiosara órrgha: agus tugadh
morán do neithibh deaghbhaladh dó, chum a
gcurtha maille ré hurnaighthibh na nuile
naomh ar a naltóir órrgha do bhí a bfi-
adhnuise na cathaoire.
4. Agus do chuáidh deatach na neitheann
ndeaghbhaladh sin, maille ré hurnaighthibh
na naomh, as láimh a naingil, a bfiadhnui-
se Dé.
5. Agus do ghlac an taingeal an
tiosara, agus do lion sé do theine na
haltóra, agus do theilg sé fán dta-
lamh é: agus do éirigh gotha, agus
tóirneach, agus tintreach, agus crith tal-
mhan ann.
6. Agus do ullmhuigheadar na seacht
naingil agá rabhadar na seacht stoic iad
féin, chum na stoc do sheideadh.
7. Agus do shéid an céudaingeal a
stoc, agus tárrla cloichshneachta agus
teine ann, ar na gcumasg ré fuil, agus
do teilgeadh iad fón dtalamh: agus do
dóigheadh an treas cuid do na crannaibh, a-
gus do dóigheadh an féur glas uile.

8. Agus do shéid an dara haingeal
a stoc, agus do teilgeadh cosamhlas
sléibhe móire tré theinidh fán bfairrge:
agus do rinneadh fuil don treas cuid don
fairrge.
9. Agus fuáir an treas cuid do na
créatúiribh do bhí sa bfairrge, ann a raibh
anam, bás: agus do haidhmilleadh an
treas cuid do na longaibh.
10. Agus do shéid an treas aingeal
a stoc, agus do thuit réult mhór ó
neamh ar dearglasadh mar lóchrann solas-
da, agus do thuit sé sa treas cuid do
na haibhnibh, agus sna tiubraidibh.
11. Agus a sé ainm ghoirthear don
réult sin, mormónta: agus do hiom-
poigheadh an treas cuid do na huisgidhibh a
mormónta: agus fuaradar morán bás
ó na huisgidhibh, tré go rabhadar searbh.
12. Agus do shéid an ceathramhadh
aingeal a stoc, agus do buaileadh an
treas cuid don ghréin agus an treas
cuid don ghealaigh, agus an treas cuid do
na réultaibh: ionnas go ndearnadh an
treas cuid diobh dorcha, agus níor dheall-
raigh an lá an treas cuid de, agus a
noidhche mar an gcéudna.
13. Agus do chonnairc mé, agus do
chualaidh mé, aingeal na rónar ag eiteal-
laigh a meadhón neimhe, ag rádh do ghuth
árd; as mairg, mairg, mairg don droing
áitighios an talamh, ar son ghothann stoc
na dtri naingeal atá fós chum seinnte, ar
ti a stoc do sheideadh.

## CAIB. 9.

Agus do shéid an cúigeadh ain-
geal a stoc, agus do chonnairc
mé réult ag tuitim ó neamh
chum na talmhan, agus tu-
gadh dhó eochair an phuill
dubhaigéin.
2. Agus do fosgail sé an poll
dubhaigéin. Agus do éirigh deatach as
an bpoll amhail as uamhaidh móir teineadh:
agus do rinneadh an ghrian agus an tai-
éur dorcha ó dheathaigh an phuill.
3. Agus tangadar lócusdaighe
amach

amaċ as an deatuiġ ar an dtalaṁ, a-
gus tugaḋ cuṁaċta ḋóib, do réir na
gcuṁaċt atá ag aiṫreaċuiḃ nime na
talṁan.
4. Agus a dubhradh riú gan doċar
do ḋéanaṁ dfeur na talṁan, ná do ni
glas ar biṫ, ná do ċrann ar biṫ, aċ do
na daoinib aṁáin ag naċ bfuil séula
Dé a gclaruiḃ a néadan.
5. Agus tugaḋ ḋóib gan a mar-
baḋ, aċ beiṫ dá bpianaḋ feaḋ ċúig mi-
os: agus a bpian [do beiṫ] mar péin
aiṫir nime, an tan ċailgeas si duine.
*Isai. 2. 19. Caib. 6. 16. 6. Agus ann sna laeṫib sin * béid
daoine ag iarruiḋh báis, agus ni
bfuiġid é: agus buḋ mian riu bás
dfaġáil, agus teiṫfiḋ an bás uaṫa.
7. Agus bá cosṁuil faicsin na
bpiasd sin re heaċuib ullaṁ ċum caṫa:
agus ar a gceannuib mar do biaḋ coró-
naċa cosṁuil re hór, agus a naiġṫe
cosṁuil re haiġṫib daoine.
8. Agus do bí gruag orrṫa cos-
ṁuil re gruáig ban: agus bá cosṁuil
a bfiacla re [fiacluib] leoṁan:
9. Agus do bádar luireaċa orrṫa
cosṁuil re luireaċuib iaruinn: agus fu-
áim a sgiaṫán cosṁuil re fuáim car-
bad iomad eaċ ag rioṫ a gceann ċaṫa.
10. Agus do bádar earbuill orrṫa
cosṁuil re haiṫreaċuib nime, agus do
bí cailg ann a nearbluib: agus a sé bá
cuṁaċta ḋóib, beiṫ ag gortuġaḋ daoi-
neaḋ feaḋ ċúig mios.
11. Agus do bí Rí aca ós a gci-
onn, aingeal an duibaigéin, darab ainm a
nEabhrais Abaddon, agus a nGréigis a
‖ Eadhon Sgriosdóir. sé is ainm dó ‖ Apollion.
12. Do ċuáiḋ aon truáiġe aṁáin
ṫoruinn, agus féuċ, atá dá ṫruáighe
fós ċum teaċta na diáiġ so.
13. Agus do ṡéid an seiseaḋ ain-
geal a sdoc, agus do ċúaluiḋ mé guth
áiriġe ó ceiṫre haḋarcuib na haltóra
órrġa, noċ atá a bfiaḋnuise Dé,
14. Ag ráḋ ris an seiseaḋ aingeal
agá raib an sdoc; sgaoil na ceiṫre
haingil noċ atá ceangailte ag a na-
buinn ṁóir Euphrátes.
15. Agus do sgaoileaḋ na ceiṫre
haingil, noċ do bí ullaṁ duáir, agus
do ló, agus do ṁí, agus do bliaḋain,
ċum an treas coda do na daoinib do
ṁarbaḋ.
16. Agus a sé uibir an ṁarcsluá-
áiġ, fiċċe mile uaire deiċ mile: óir do
ċúaluiḋ mé a nuibir.
17. Agus as amhluiḋ so do ċonnairc
mé na heiċ a dtaibse, agus an luċt do
bí ar a muin, umá rabadar luireacha
tinntiġe agus ar daṫ na hiacinth a-
gus na ruibe: agus bá cosṁuil cinn na
neaċ, re ceannuib leoṁan: agus táinic
teine, agus deataċ, agus ruib as a
mbéuluib amaċ.
18. As ris na tri pláiġibse do
marbaḋ an treas cuid do na daoinibh,
ris an dteine, agus ris a ndeatuigh,
agus ris an ruib ṫáinic as a mbéuluib
amaċ.
19. Oir is ann a mbéul atá a
gcuṁaċta, agus ann a nearbluib: óir is
cosṁuil a nearbuill re haiṫreaċuib nime,
agus atáid cinn ar na hearbluibsin re
a ndéanuiḋ doċar.
20. Agus an ċuid do na daoinib do
fágbaḋ gan ṁarbaḋ ris na pláiġibse,
ni dearnadar aiṫriġe ar son oibreacha
a láṁ, ionnus naċ déanaidis seirbhis
do deaṁnuib, agus * diobaluib óir, agus *Psal. 115. 4. & 135. 15.
áirgid, agus ṗráis, agus ċloiċe, a-
gus ċroinn, ris naċ éidir amarc, ná
éisdeaċt, ná siubal.
21. Agus ni dearnadar aiṫrighe
ar son a ndúnṁarbṫa, ná ar son a
bpiseóg, ná ar son a sdriopaċais, ná
ar ron a ngaduiġeaċta.

---

## CAIB. 10.

AGus do ċonnairc mé aingeal
neartṁar eile ag teaċt a nú-
as ó neaṁ, ar na éuduġadh
do néul, agus an bogha
uisge ar a ċeann, agus a
aġuiḋ mar an ngréin, agus a ċhosa
cosmuil re calaṁnuib teineaḋ:
2. Agus do bhi leabhrán osguilte
aige ann a láimh: agus do chuir sé a
ċos

ċos ḋeas an muir, agus a ċos ċli ar
tir.
3. Agus do éiġ sé do ġuṫ árd,
amuil béiceas leomhan: agus an tan
do éiġ sé, do labradar seaċt dtóirrni-
ġe a ngoṫanna féin.
4. Agus an tan do labradar na
seaċt dtóirrniġe a ngoṫanna, do bi mé
ar ti sgriobaḋ: aċ do ċualaiḋ mé guṫ
ó neaṁ ag ráḋ riom; cuir séula ar na
neiṫiḃ do labradar na seaċt dtóirrni-
ġe, agus ná sgriob iad.
*Dan. 12.7. 5. * Agus do ṫóg an taingeal do
ċonnairc mé na ṡeasaṁ ar muir agus ar
tir, a láṁ ṡuas ċum nime,
6. Agus tug sé an ti ṁionnaiġeas go
sióġal na sióġal, noċ do ċruṫuiġ neiṁ
agus na neiṫe atá ann, agus an talaṁ
agus na neiṫe atá ann, agus an fairrge
agus na neiṫe atá innte, mar ṁionnuiḃ,
naċ biaḋ aimsir ann feasda:
7. Aċt a laeṫiḃ ġoṫa an seaċtmaḋ
aingeal, an tan ṡéidfeas sé a sdoc,
biaiḋ ruindiamhair Dé ar na ċrioċnugaḋ,
do réir mar do ḟoillsiġ sé dá ṡearb-
ḟoġantuiḃ féin, na fáiḋe.
8. Agus do labair an guth do ċúa-
laiḋ mé ó neaṁ, a ris riom, agus a
dubairt: imṫiġ romad, glac an lea-
bran osguilte úd a láiṁ a naingil ṡea-
sas ar muir agus ar tir.
9. Agus do imṫiġ mé ċum a nain-
gil, agus a dubairt mé ris; tabair ḋaṁ
an leabrán. Agus a dubairt seision
*Ezech. 2. riom; * glac agus sluig é: agus do
8. & 3. 3. ḋéuna sé do bruinn searb, aċ biaiḋ sé
ad béul commilis ré mil.
10. Agus do ġlac mé an leabrán
as láiṁ a naingil, agus do ṡluig mé é:
agus do bi sé um béul comhmilis ré
mil: as an tan do ṡluig mé é, do rin-
neaḋ sé mo bruinn searb.
11. Agus a dubairt sé riom; is
éigean duit fáiḋeadóireaċt do ḋéu-
namh a ris, a bfiaḋnuise pobleaċ, a-
gus ċineaḋaċ, agus teangṫa, agus
mhorán riġṫeaḋ.

CAIB. 11.

AGus tugaḋ ḋamh giolcach
cosmhuil ré slait, agus do
ṡeas an taingeal láimh
riom, agus a dubairt; éi-
riḋ, agus tomhais teampoll Dé agus
a naltóir, agus an dream do ni ṡeir-
bis ann.
2. Aċ teilg amaċ an ċúirt atá
don taoib amuiġ don teampoll, agus ná
tomhais i: óir tugaḋ i do na cineaḋ-
aċuiḃ: agus do ḋéunuid an ċaṫair naomh-
ṫa ṡaltairt fá na gcosuiḃ, ré headh dá
mhios agus dá ḟiċeaḋ.
3. Agus do béura mé dom ḋias
ḟiaḋnuiġe, agus béid siad ag fáiḋe-
dóireaċt míle dá ċéud agus tri ficid
lá, ar na néudugaḋ ḋéudaiġiḃ róin.
4. * As so an dá ċrann ola agus *Zachar.
an dá ċoinnleóir, ṡeasas a bfiaḋnuise 4.3,11,14.
ṫiġearna na talmhan.
5. Agus cia bé léir mian dochar
do ḋéunamh ḋóiḃ, tig teine amaċ as
a mbéul, agus sluigiḋ si a naimhde:
agus cia bé léir mian doċar do ḋéu-
namh dhóiḃ, as amhluiḋ so as éigean
a mharbaḋ.
6. Atá do ċumhaċtuiḃ aca so neamh
do ḋúnaḋ, ionnas nach biaiḋ fearṫuin
ann, a laeṫiḃ a bfáiḋeadóireaċta: agus
atá cumhaċta aca ós na huisgiḋibh ar
a niompóġ a bfuil: agus ar an dta-
lamh do ḃualaḋ ré gaċ uile ġné ṗlái-
ġe, comhminic as áill riu.
7. Agus an tan ċrioċnóċuid siad
a bfiaḋnuise, do ḋéunuiḋ an tainmhide
éirgheas ón bpoll dubaigéin cogaḋ
riu, agus béuruiḋ sé buaiḋ orrṫa,
agus muirfid sé iad.
8. Agus [beid] a gcuirp [sinte]
ar ṡráidiḃ na caiṫreacha móire, dá
ngoirtear go sbioradálta Sodom a-
gus a Néigipt, sa nionaḋ fós ann ar
céusaḋ a dtiġearna.
9. Agus do ċifid [cuid] do na
treḃuiḃ, agus do na pobleaċuiḃ, agus
do na teangṫuiḃ, agus do na cineaḋ-
aċuiḃ, a gcuirp feaḋ tri lá go leiṫ,

agus

agus ní léigfid a gcuirp do ċur a dtúmḃaiḃ.

10. Agus do ḋéunuid áitreḃaiġ na talman gáirdeċas ós a gcionn, agus biáid luaṫgháir orrṫa: agus cuirfid tabartuis ċum a ċéile: do ḃríġ gur ṗianadar an dá ḟáiġsde áitreḃaiġ na talman.

11. Aċ a gcionn trí lá go leith, do ċuáid spiorad na beaṫa ó Dhia ionnta, agus do ṡeasadar ar a gcosaiḃ, agus do ġaḃ eagla mór an dream do ċonnairc iad.

12. Agus do ċualadar guṫ árd ó neamh, ag rád riu; tigid a níos ann so. Agus do ċuadar suas ar neamh a néull: agus do ċonnairc a naimhde iad,

13. Agus ar a nuáirsin féin do ḃí criot mór talman ann, agus do ṫuit an deaċmad cuid don ċaṫraiġ, agus do marḃad seaċt míle pearsa ris an gcriṫ talmhan sin, 7 do ġaḃ eagla an ċuid eile, 7 tugadar glóir do Dhia neime.

14. Do ċuáid an dara truáighe ṫorainn, agus féuċ, tiucfaid an treas truáiġe go haiṫġearr.

15. Agus do ṡéid an seaċtmad aingeal a stoc, agus do ḃádar gotaña móra ar neaṁ, ag rád; is lé ar dtiġearnaiñe, agus lé na Chríosd ríoġaċa an domain, agus biáid seisean na Rí go saoġal na saoġal.

16. Agus do léigeadar an ceaṫrar ar ḟiċid seanóir noċ do ḃí na suiḋe a bfiaḋnaise Dé ann a gcaiṫireaċaiḃ, iad féin síos ar a naiġṫiḃ, agus tugadar onóir do Dhia,

17. Ag rád; beirmíd buiḋeachas riotsa a Tiġearna a Dhé uile ċumaċtaiġ, noċ atá, agus do ḃí, agus biás, óir do ġaḃ tú ċugad do mórċumaċta féin, agus do ġnoḋuiġ tú do ríoġaċt.

18. Agus do ġaḃ fearg na cineadaċa, agus táinic ḋfearg-sa, agus aimsir breiṫeamhnuis na marḃ, agus luáiḋeaċta do ṫaḃairt dod ṡearḃfoġantuiġiḃ do na fáiḋiḃ, agus do na naoṁaiḃ, agus don luċt ar a mbí eagla hanma, eidir bheag agus mór: agus sgriosfa na druinge sgriosus an talam.

19. Agus do hosglaḋ teampoll Dé ar neaṁ, agus bá léir áirc a ċonnarṫa ann a teampoll: agus do ḃí tintreaċ, agus gotaña, agus toirneaċ, agus criot talman, agus cloiċsneaċta mór ann.

## CAIB. 12.

Agus do taidhbhread comhartha mór iongantach ar neamh: bean ar na héuduġadh ris an ngréin, agus an ġealaċ fá na cosaiḃ, agus coróin dá réult déug ar a ceann.

2. Agus ar mbeiṫ ḋí torraċ, do éiġ sí re tinneas leinḃ, agus do pianaḋ í do ṁian a toirrċeasa do ḃreiṫ.

3. Agus do taiḋbread comharṫa iongantaċ eile ar neaṁ: agus féuch, dragún mór ruád, ar a raḃadar seaċt gcinn, agus deiċ naḋarca: agus seaċt gcorónaċa ar a ċeannaiḃ.

4. Agus do ṫarruing a earball an treas cuid do réultaiḃ nime, agus do teilg iad ċum na talmhan: agus do ṡeas an dragún a bfiaḋnuise na mná do ḃí re haḋuiġ a toirrċeasa do ḃreiṫ, ċum a leinḃ do ṡlugaḋ ḋó ar na ḃreiṫ.

5. Agus rug sí mac, riaġlóċus na huile ċineaḋaċa re slaiṫ iarainn: agus do tógbaḋ suas a mac ċum Dé agus ċum a ċaṫaoireaċ.

6. Agus do teiṫ an bean ċum an ḟásaiġ, mar ar ullmuiġ Dia áit ḋi ċum a beaṫuiġṫe ann sin, ar feaḋ míle ḋá ċéud agus trí fiċid lá.

7. Agus do ḃí caṫ ar neamh: do ċaṫuiġ Michéul agus a aingil ris an dragún, agus do ċaṫuiġ an dragún agus a aingil [riusun:]

8. Giḋeaḋ ní rugadar buáiḋ, agus ní friṫ a náit ó sin amaċ ar neam.

9. Agus do teilgeadh amach an dragún mór, an tseanaiṫir nime, dá ngoirṫear an diabal agus Sátan, an tí meallas an domhan uile, do teilgeaḋ amaċ é fán dtalamh, agus do teilgeaḋ amaċ a aingil maille ris.

10. Agus

10. Agus do ċuala mé guth mór ar neamh, ag ráḋ; a nois atá slánuġaḋ agus neart agus rioghachd ar nDéine, agus cumhachda a Chriosdsan: óir do teilgeaḋ sios fear éilighte ar ndearbhráithreach, noċ do bhí dá néiliuġaḋ do ló agus d'oiḋċe a bfiaḋnuise ar nDé.

11. Gidheaḋ rugadar buaiḋ ⁊ tré fhuil a nUáin, agus tré bhréithir a bfiaḋnuise: agus ní raibh suim aca na nanam féin go bás.

12. Uime sin a fhlaitheamhnasa bíoḋ gáirdeachas oruibh, agus oruibhse a luċt áitreabhas ionnta. As mairg don talamh agus do nfairrge, óir táinic an diabhal a nuas cuguibh lán do ċuthach feirge, ar mbeiṫ a fheasa aige gur ab aithġearr a aimsir.

13. Agus an tan do ċonnairc an dragún gur teilgeaḋ sios ar an dtalamh é, do rinne sé géirleanmhuin air an mnaoi rug an leanabh mic.

14. Agus tugaḋ don mhnaoi dhá sgiaṫán iolair mhóir, ċum dul di ar eitealluiġ fán bfásaċ dá hionaḋ féin, sa náit a noilttear í, feaḋ aimsire agus aimsioraċh agus leithe aimsire, ó amharc a naithir nimhe.

15. Agus do teilg a naithir nimhe uisge mar sruṫ as a béul a ndiáigh na mná, ionnus go dtiubhraḋ fó deara dí imṫeaċt ré fánuiġ ris an tsruṫ.

16. Aċ tug an talamh cabhair don mhnaoi, agus dfosguil an talamh a béul, agus do sluig sé an sruth do teilg an dragún as a béul.

17. Agus do ġabh fearg an dragún ris an mnaoi, agus do imṫigh sé do ḋéunamh coguiḋ ris an gcuid eile dá síol, ċoimhéudas aiṫeanta Dé, agus agá bfuil fiaḋnuise Íosa Críosd.

18. Agus do sheas mise ar ghainimh na fairrge.

## CAIB. 13.

AGus do ċonnairc mé ainmhiḋe ag éirge as an bfairrge, ⁊ a raibhadar seaċt gcinn agus deiċ nadharca: agus deiċ gcorónaċa ar a adharcuibh, agus ainm blaisféime ar a ċeannuibh.

2. Agus bá cosmhuil an tainmhidhe do ċonnairc mé ré liopard, agus bá cosmhuil a ċosa ré [cosuibh] mathgamhuin mhóir, agus bá cosmhuil a béul ré [béul] leomhain: agus tug an dragún a neart féin, agus a ċaṫaoir, agus cumhachda móra dó.

3. Agus do ċonnairc mé ceann dá ċeannuibh, amhuil do biaḋ cneaḋ báis ⁊: agus do leigheasaḋ a ċneaḋ báis: agus do ġabh iongnaḋ an talamh uile a ndiáigh a nainmhiḋe.

4. Agus tugadar onóir don dragún noċ tug cumhachda don nainmhidhe, agus tugadar onóir don nainmhiḋe, ag ráḋ; cia as cosmhuil ris a nainmhiḋe? cia féudus cogaḋ ḋéunamh ris?

5. Agus tugaḋ béul dó labhrus neiṫe móra agus blaisféimiġ: agus tugaḋ cumhachda dó cogaḋ ḋéunamh ⁊ feaḋ dá mhíos agus dá fiċead.

6. Agus do fhosguil sé a béul ċum Dé mhasluġaḋ, ċum a anma mhasluġaḋ, agus a ṫabernácuil, agus na druinge áitreabhas ⁊ neamh.

7. Agus tugaḋ dó cogaḋ ḋéunamh ris na naomhuibh, agus buaiḋ do breith orrṫa: agus tugaḋ cumhachda dó ós cionn gaċ uile treibhe, agus teangadh, agus ciniḋ.

8. Uime sin do ḃéuruiḋ na huile ḋaoine áitreabhas an talamh onóir dó, an luċt naċ bfuilid a nanmanna sgríobhṫa a leabhar beaṫa a nUáin do marbhaḋ ó ṫosaċ an domhain.

9. Gidh bé agá bfuil cluas, éisdeaḋ sé.

10. Cia bé ḃéuras [neaċ] ris a mbruid, raċuiḋ sé féin a mbruid: * Cia bé marbhfas ré cloiḋeamh, is éigean é féin do mharbhadh ré cloidheamh.

* Math. 26. 52.

is ann so atá foighid agus creideamh na naomh.

11. Agus do chonnairc mé ainmhidhe eile ag éirghe as an dtalamh air a rabadar dá adhairc cosmhuil ré [hadharcaibh] uain, ach do labhradh sé mar dhragún.

12. Agus do rinne sé gach ní dár bféidir ris an gcéud ainmhidhe dhéunamh dá láthair, agus tug sé ar an dtalamh agus ar an druing áitreabhas ann, onóir do thabhairt don chéud ainmhidhe, agár leigheasadh a chneadh báis.

13. Agus do rinne sé miorbhuile móra, ionnas go dtug sé fó dheara teine theacht a nuas ó neamh chum na talmhan, a bfiadhnuise na ndaoineadh.

14. Agus do mheall sé an lucht áitreabhas an talamh, do bhrígh na miorbhuileadh tugadh dhó ré a ndéunamh láthair a nainmhidhe, ag rádh ris an lucht áitreabhas an talamh, íomháigh a dhéunamh don nainmhidhe, ar a raibh an builleclaidhimh, agus do bhí beó.

15. Agus tugadh cumhachta dhó, spioraid do thabhairt diomháigh an nainmhidhe ionnus go laibheóradh íomháigh a nainmhidhe, agus go dtiubhradh fó dheara an méid nach dtiubhradh onóir diomháigh a nainmhidhe, do mharbhadh.

16. Agus tug sé ar a nuile dhuine eidir bheag agus mhór, eidir shaidhbhir agus dhaidhbhir, eidir shaor agus dhaor, comhartha do ghabháil chuca na láimh dheis, nó a gcláraibh a néudan:

17. Agus nach biadh cumas ag éinneach reic nó ceannach acht amháin ag an tí ar a mbiadh an comhartha, nó ainm a nainmhidhe, nó uimhir a anma.

18. Ann so atá an eagna. An tí agá bhfuil intleacht, áirmheadh sé uimhir a nainmhidhe: óir as uimhir duine é: agus a sé as uimhir dhó, sé chéud trí fichid agus a sé.

## CAIB. 14.

AGus damhairc mé, agus féuch uan na sheasamh ar shliabh Sióin, agus céud ceithre míle agus dá fhichead do mhíltibh na fochair, agá raibh ainm a athar sgriobhtha a gcláraibh a néudan.

2. Agus do chualaidh mé guth ó neamh mar fhuaim iomad uisgeadh, agus mar fhuaim toirnigh móire: agus do chualaidh mé fuaim cláirseóradh ag déunamh ceóil ré na gcláirseachaibh:

3. Agus do chanadar mar do biadh ceól nuadh a bhfiadhnuise na cathaoireach, agus a bhfiadhnuise na gceithre mbeathadhach, agus na seanóireadh: agus níor bféidir d'éinneach an ceól sin dfoghluim, acht amháin don chéud agus do na ceithre míle ar dá fhichead do mhíltibh, do bhí ar na gceannach ón dtalamh.

4. A siad so an dream nár salchadh ré mnáibh: óir as óga iad. A siad so an dream leanas an tUan gidh bé hionadh a dtéid: atáid siad ar na gceannach as meadhón na ndaoineadh, na ccéudtorrtha do Dhia agus do nUan.

5. Agus ní frith cealg na mbéul: óir atáid gan cháidhe a bhfiadhnuisi chathaoire Dé.

6. Agus do chonnairc mé aingeal eile ag eiteallaigh a meadhón neimhe, agá raibh soisgéul síorruidhe, chum a shoisgéulta don druing áitreabhas an talamh, agus do nuile chineadh agus threibh, agus teangaidh, agus pubal:

7. Ag rádh do ghuth árd; bíodh eagla Dé oraibh, agus tugaidh glóir dhó: óir táinic uáir a bhreitheamhnuis: * agus déunaidh umhla don tí do chruthaigh neamh, agus talamh, agus an fhairrge, agus na tiubraideacha uisge. * Psal. 146. 5. 6. Gniomh. 4. 15.

8. Agus do lean aingeal eile, ag rádh; * do thuit, do thuit an Bhábiloin, an chathair mhór; óir tug sí ar na huile chineadhachaibh fíon feirge a sdriopachuis ibhe. * Isai. 21. 9. Jer. 51. 8. Caib. 18. 2.

9. Agus do lean an treas aingeal iad, ag rádh do ghuth árd; má bheir

éinneach

éiṁeċ onóir don ḃeiṫiḋ agus dá ío-
ṁáiġ, agus go ngéuba ċuige a cho-
marṫa a gclár a éudain nó ann a láiṁ.
10. Iḃfiḋ an tí sin fós dfíon fe-
irge Dé, do ḟíon ġlan líontar a
gcupán a ḟeirge, agus do ġeabuidh a
pianaḋ a dteine ⁊ a ruib a bḟiaḋnui-
se na naingeal naoṁṫa, agus a bḟiaḋnui-
se a nuáin.
11. Agus biáiḋ deṫaċ a bpianaiḋe
ag éirġe suas go saoġal na saoġal:
agus ni biáiḋ suáiṁneas do ló agus
doiḋċe ag an druing do beir onóir
don ḃeiṫiḋ agus dá íoṁáiġ, ná ag
an tí ġabus ċuige comarṫa a anma-
san.
12. Is ann so atá foiġid na naoṁ:
is ann so [derḃṫar] an dream coiṁéudas
aiṫeanta Dé, agus creideaṁ Íosa.
13. Agus do ċuala mé guṫ ó neiṁ
ag ráḋ riom; sgríoḃ, is beannuiġe na
mairḃ do ġeib bás sa dtiġearna: A seaḋ
a deir an spiorad, go sgíthfiḋ siad
feasda dá saoṫar, agus leanaid a noib-
reaċa iad.
14. Agus daṁaċ mé, agus féuch
néull geal, agus [neaċ] na suiḋe air a
néull cosṁuil ré mac an duine, agá raib
coróin órrḋa ar a ċeann, agus corrán
géur ann a láiṁ.
15. Agus táinic aingeal eile amaċ
as an dteampoll, ag éiġme do ġuṫ árd
Joel 3.13. ar an tí do bí na suiḋe ar a néull; *sáiṫ
a sdeaċ do ċorrán, agus buáin: óir
ruġ aimsir na buána ort: óir atá
foġṁar na talṁan arsuiḋe.
16. Agus do sáiṫ an tí do bí na
suiḋe ar a néull a ċorrán a sdeaċ fán
dtalaṁ: agus do beanaḋ an talaṁ.
17. Agus táinic aingeal eile amaċ
ón altóir, agá raib cumas ós cionn
na teineaḋ, agus do éiġ sé do ġuṫ árd
air an tí agá raib an corrán géur, ag
ráḋ; sáiṫ a sdeaċ do ċorrán géur,
agus cnuásuiġ tarpáin fíneaṁna na
talṁan, óir atáid a caora arsuiḋe.
19. Agus do sáiṫ an taingeal a
ċorrán a sdeaċ fán dtalaṁ, agus do
ċnuásuiġ sé fíneaṁain na talṁan, agus
do teilg é a num mór feirge Dé.
20. Agus do bruġaḋ an tumar ré
cosuiḃ don tsoib amuiġ don chathruiġ:
agus táinic fuil amaċ as a numar go
srianuiḃ a neaċ, feaḋ míle ar sé ċéud
sdáid.

## Caib. 15.

DO ċonnairc mé na ḋiáiġ sin co-
marṫa mór iongantaċ eile
ar neiṁ: seaċt naingil, agá
rabadar na seaċt bplágha
deiġeanaċa, óir is ríu sin do coimlío-
naḋ fearg Dé.
2. Agus do ċonnairc mé cosaṁlas
fairge gloinniḋe ar na cumasg ré
teine, agus an luċt ruġ buáiḋ ar a
ḃeiṫiḋ, agus ar a íoṁáiġ, agus ar
a ċomarṫa, agus ar uiṁir a anma, na
seasaṁ ag an bfairge gloinniḋe, agus
cláirseaċa Dé aca:
3. Agus do chanadar * caintic * Exod. 15.
Mháoise searḃfoġantuiḋ Dé, agus 1. Psal.
caintic a nuáin, ag ráḋ; as mór ion- 145. 17.
gantaċ hoibreaċasa, a tiġearna a Dhé
uileċuṁaċtuiġ: is cóiṁtrom fírinneaċ do
sliġeasa a Ri na ccineaḋaċ.
4. *Cia neaċ naċ biáiḋ eagla romhad * Jer. 10. 7.
a tiġearna, agus naċ dtiubraḋ glóir
dod ainm? óir as tú a ṫáonar atá
naoṁṫa: óir tiucfaid na huile ċineaḋaċa
agus sléuchfaid ad ḟiaḋnuise: óir
atáid do breiṫeaṁnuis ar na bfoill-
siuġaḋ.
5. Agus daṁaċ mé na ḋiáiġ sin,
agus féuċ, do hosglaḋ teampoll tha-
bernacil na fiaḋnuise ar neiṁ.
6. Agus tangadar na seaċt nain-
gil amaċ as an dteampoll, agá raba-
dar na seaċt bplága, umá raib línéudaċ
glan deallruiġeaċ, agus iad ar na
gcreasnuġaḋ ré criosanuiḃ órrḋa a
dtimċioll a nosa.
7. Agus tug beaṫaċ do na ceiṫre
beaṫaiḋiḃ do na seaċt naingliḃ, seaċt soi-
tiġe órrḋa, líonta dfeirg Dé ṁaireas
go saoġal na saoġal.
8. Agus do líonaḋ an teampoll ré
deataiġ ó ġlóir Dé, agus ó na cuṁaċ-

uibh: agus níor bféidir déinneach dul a steach don teampoll, nó go rabhadar seacht bplágha na seacht naingeal ar na gcríochnughadh.

C A I B. 16.

AGus do ċuala mé guth árd as an dteampoll, ag rádh ris na seacht nainglibh; imtighidh romhaibh, agus dóirtidh soithighe feirge Dé ar an dtalamh.

2. Agus do imthigh an ċéudaingeal roimhe, agus do dhóirt sé a soitheach ar an dtalamh: agus do éirigh droch neasgóid nimhneach don dream ar a raibh comhartha a nainmhidhe, agus don lucht do onóraigh a iomháigh.

3. Agus do dhóirt an dara haingeal a soitheach fán bfairrge, agus tárrla dhí beith mar fhuil duine mhairbh: agus fuair a uile beathach sa bfairrge bás.

4. Agus do dhóirt an treas aingeal a soitheach sna haibhnibh agus sna tiobraidibh fiorruisge: agus do rinneadh fuil díobh.

5. Agus do ċuala mé aingeal na nuisgeadh ag rádh; is cóimthrom thú a thighearna, noch atá, agus do bhí, agus bhias, thré go rug tú breath ar na neithibhse.

6. Oir do dhóirteadarsan fuil na naomh agus na bfáidheadh, agus tug tusa fuil ré ól dóibh: óir do thuilleadar sin.

7. Agus do ċualaidh mé neach eile ó altóir ag rádh; a seadh a thighearna a Dhé uile ċumhachtaigh, is fírinneach cóimthrom do bhreathasa.

8. Agus do dhóirt an ceathramhadh aingeal a soitheach ar an ngréin, agus tugadh [cumhachta] dó dhaoine do phianadh ré haintheas teineadh.

9. Agus do bhádar daoine ar fiuchadh ré haintheas mór, agus do mhaslaigheadar ainm Dé, agá bfuil cumhachta ós na plághaibhsi: agus ní dhearnadar aithrighe, ċum glóire do thabhairt dósan.

10. Agus do dhóirt an cúigeadh aingeal a soitheach ar ċathaoir a nainmhidhe, agus do rinneadh a ríoghachd dorċha, agus do ċognadar a dteangtha ré hiomad doilgheasa:

11. Agus do mhaslaigheadar Dia neimhe thré iomad a ndoilgheasa agus a neasgóideadh, agus ní dhearnadar aithrighe ar son a noibreacha.

12. Agus do dhóirt an seiseadh aingeal a soitheach sa nabhainn móir Euphrátes, agus do thiormaigh a huisge, ionnus go mbiadh an tslighe réidh ag ríoghaibh na hairde soir.

13. Agus do chonnairc mé trí spiorada neamhglana bá cosmhuil ré || frogaibh [ag teacht amach] as bhéul an dragúin, agus as bhéul a nainmhidhe, agus as bhéul an fháidh fallsa. || Gnè phiasd nimhe.

14. Oir is spiorada deaman iad, bhíos ag déunamh comharthadh, [agus] théid amach go ríoghaibh na talmhan agus an domhain uile, ċum a gcomhchruinnighe a gceann catha láe móir Dhé uilechumhachtaigh.

15. (Tabhraidh dhaoibh, * atáim ag teacht mar ghadaighe.) Is beannuighe an tí do ní faire, agus ċoiméudus a éudaighe, deagla go siubhaladh sé lomnochtuighe, agus go bfaicfeadís a náire.) * Matth. 24. 43. Gaib. 3. 3.

16. Agus do chruinnigh [Dia] iad go háit dá ngoirthear a Neabhrais Armageddon.

17. Agus do dhóirt an seachtmhadh aingeal a soitheach fá a naieir: agus táinic guth árd amach as teampoll neimhe ón gcathaoir ag rádh; Atá sé déunta.

18. Agus do bhádar gothanna, agus teinteach, agus tóirrneach ann: agus tárrla crioth mór talmhan ann, nach raibh a leithid ann a riamh ón tráth fá rabhadar dhaoine ar an dtalamh, ċommór sin do ċrioth talmhan.

19. Agus do rannadh an ċathair mhór a dtrí ccodannaibh, agus do thuiteadar caithreacha na gcinneadhach, agus táinic an Bhabilóin mhór a gcuimhne a láthair Dé, * ionnus go dtiubhradh sé cupán dfíon cuthaigh a feirge dhí: * Jer. 25. 15.

20. Agus do theith gach uile oiléun, agus ní raibh na sléibhte ar fagháil.

21. Agus do thuit cloichsneachta

mór

mór a nuas ó neamh a gcoimthrom talluinne ar dhaoinibh: agus do mhasluigheadar daoine Dia, tré pláigh an chloichsneachta sin: óir do bhí a pláigh romhór.

---

## Caib. 17.

Agus táinig aingeal do na seacht naingilibh agá rabhadar na seacht soithighe, agus do labhair sé riom, ag rádh; gabh a leith, taisbéuna mé dhuit damnughadh na méirdrighe móire, atá na suidhe ar uisgeadhaibh iomdha:

2. Ré a ndearnadar rígthe na talmhan sdriopachas, agus agá bhfuilid áitreabhuidh na talmhan ar misge ó fhíon a sdriopachais.

3. Agus rug sé ris mé fán bhfásach tréas an spioraid, agus do chonnairc mé bean na suidhe ar ainmhidhe ar dhath na sgárrlóide, lán danmannuibh blaisféimighe, ar a rabhadar seacht gcinn, agus deich nadharca.

4. Agus an bhean ar na héudughadh do phurpair agus do sgárrlóid, agus ar na hóradh ré hór, agus ré clochuibh morluáidh, agus ré péurluighibh, [agus] do bhí cupán óirrgha aice na láimh, lán do ghráineamhlacht agus do neamhghloine a sdriopachais.

5. Agus ainm sgríobhtha a gclár a héuduin, Rúindiamhair, an Bhabilón mhór máthair sdriopachais agus ghráineamhlachta na talmhan.

6. Agus do chonnairc mé an bhean sin ar misge dfuil na naomh, agus dfuil mhairtíreach Íosa: agus ar na faicsin damh, do ghabh iongnadh romhór mé.

7. Agus dubhairt an taingeal riomh, créd fá ngabhann iongnadh tú? foillseóchadsa dhuit rúindiamhair na mná, agus a nainmhidhe iomchras í, ar bhfuil seacht gcinn, agus deich nadharca.

8. An tainmhidhe do chonnairc tú, do bhí sé ann, agus ní bhfuil: agus éireóchuidh sé a níos as an bpoll dubhaigéin, agus do ghéubhuidh a sgrios: agus budh hiongnadh ris an lucht áitreabhas an talamh (ag nach bhfuil a nanmanna sgríobhtha a leabhar an beatha ó thús an domhain) an tan do chífid an tainmhidhe, do bhí ann, agus nach bhfuil, agus fós atá.

9. Ann so atá a nintinn agá bhfuil eagna. Na seacht gcinn úd, is seacht gcnuic iad, ar a bhfuil an bhean na suidhe.

10. As seacht rígthe iad mar an gcéudna: do thuiteadar cúigfear [díobh,] agus maraidh aon, agus atá [aon] eile gan teacht fós: agus an tan thiucfus sé, as goirid chaithfeas sé fuireach.

11. Agus an tainmhidhe do bhí ann, agus nach bhfuil, a sé fós an tochtmhadh é, agus as don mhóirsheisear é, agus do ghéubhuidh a sgrios.

12. Agus na deich nadharca do chonnairc tú, as deich rígthe iad, nar ghabh ríoghacht chuca fós, ach gheabhus cumhachta chuca mar ríoghuibh, a naonuair ris a nainmhidhe.

13. Atáid so dhéunchomhairle, agus do bhéuruid a neart, agus a gcumhachta dón nainmhidhe.

14. Comhruicfid an dreamsa ris a nUan, agus béuruidh an tUan buáidh orrtha: * óir as é tighearna na dtighearnadh é, agus Rí na rígthedh: agus an lucht atá dá thaobh, atáid siad ar na ngairm, agus ar na dtogha, agus ionnruic. * 1 Tim. 6. 15. Caib. 19. 16.

15. Agus a dubhairt sé riom; na huisgeadha do chonnairc tú, sa mbonadh na bhfuil an mheirdreach na suidhe, as puibleacha, agus coimhthionóil, agus cineadhacha, agus teangtha iad.

16. Agus na deich nadharca do chonnairc tú ar a nainmhidhe, biáidh fuath aca don mheirdrigh, agus fuigfid fásuighe nochtuighe í, agus iosuidh a feóil, agus loisgfid ré teine í.

17. Óir do chuir Dia na gcroidhthibh a thoil féin do dhéunamh, agus iad féin do bheith dhéuntoil, agus a ríoghacht do thabhairt don nainmhidhe, go coimhlionfuighthear briathra Dé.

18. Agus an bhean do chonnairc tú, a sí an chathair mhór í, agá bhfuil ríoghacht ós ríoghuibh na talmhan.

## CAIB. 18.

AGus a ndiáigh na neithesi, do chonnairc mē aingel ag teacht a núas ó nemh, agá raibh cumhachta móra: agus do dellraigh an talamh rē na glóir.

2. Agus do éigh sé go láidir do ghuth ard, ag rádh; * do thuit, do thuit an Bhabilóin mhór, agus do rinneadh áit comhnuighe deamhan di, agus ionadh congmhála gach spioraide nemhghloine, agus áit cumhdaigh gach éin fhuathmhair nemhghloin.

* Caib. 14. 8.

3. Óir do ibhedar na huile cineadhacha dfíon feirge a sdriopachais, agus do rinnedar righthe na talmhan sdriopachas ria, agus atáid ceannaighthe na talmhan ar na ndéunamh saidhbhir rē hiomad a sáimhe.

4. Agus do chúala mē guth eile ó nemh ag rádh; * tigidh amach aisde, mo phobalsa, deagla beith dibh rántach rē na peacaidhibh, agus páirt dfagháil dibh dá plághaibh.

* Jer. 51. 6.

5. Óir do leanadar a peacaidh a chéile go nemh, agus do chuimhnigh Dia air a droichbheartaibh.

6. Tugaidh di do réir mar thug sise dhibhse, agus tugaidh di go dúbalta do réir a gníomhartha, líonaidh di go dúbalta an cupán do líon sise dhibhse.

7. Ionann agus do ardaigh sí í féin a nglóir agus a ndóibheas, tugaidh di sa méid chéudna peannaid agus doilgheas: óir a deir sí na croidhe * atáim um suidhe a nionadh bainríoghna, agus ni baintreabhach mē, agus ni faicfe mē doilgheas.

* Isai. 47. 8.

8. Uime sin a naon lá amháin tiucfuid a plágha, bás, agus doilgheas, agus gorta: agus loisgfighthear í rē teine: óir is neartmhar an Tighearna Dia bheuras breth damnaighe uirthe.

9. Agus * béid righthe na talmhan ag gul agus ag caoi ar a son, noch do chaith a mbeatha a ndaoltrannas agus a sáimhe maille ria, an tan chifid deatach na teineadh rē loisgfighthear í:

* Ezech. 26. 17.

10. Agus seasfaid siad a bfad uáithe rē faitcheas a peannaide, ag rádh; as truagh, truagh, an chathair mhór Babilón, an chathair threun, óir a naonuair amháin táinic do bhreitheamhnus.

11. Agus béid ceannaighthe na talmhan ag gul, agus ag caoi ós a cionn: * do bhrigh nach ccennchann éunduine a neannadha ni sa mó:

* Ezech. 27. 27.

12. A neannadha óir, agus airgid, agus cloch mbuadha, agus peurlaidheadh, agus líneudaigh togtha, agus purpair, agus síoda, agus sgárlóide, agus gach gné adhmaid || thine, agus gach gné soithidh [nithear] dfiaclaibh Elephaint, agus gach gné soithidh [nithear] dadhmad mórluáigh, agus do phrás, agus diarann, agus do mharmar,

|| Sort crainn.

13. Agus caineul, agus neithe deaghbhalaidh, agus oinnemeint, agus túis, agus fíon, agus ola, agus plúr mingeal, agus cruithneacht, agus ainmhintighe, agus caoiridh, agus eich, agus carbaid, agus searbhfoghantaighidh, agus anmanna daoineadh.

14. (Agus do imthigheadar na torthadha ann a raibh fonn ag t'anam uáidh, agus do imthigheadar na huile neithe meithe maiseacha uáidh, agus ni béid siad ar fagháil feasda agad.)

15. Seasfaid ceannaighthe na neithesa do rinneadh saidhbhir ria, a bfad uáithe, ar eagla a peannaide, ag gul agus ag caoi,

16. Agus ag rádh; as truagh, truagh, an chathair mhór, do bhí ar na héudughadh do líneudach togtha, agus do phurpair, agus do sgárlóid, agus do bhí ar na hóradh rē hór, agus rē clochaibh búadha, agus rē peurlaibh. Cionnas do cuireadh fá chéile a chommór sin do shaidhbhrios rē headh éunuáire.

17. Agus seasfaidh gach maighistir luinge, agus gach duine seólas a longaibh, agus na máirnéulaigh, agus an méid do gheibh sochar na fairrge, a bfad uáithe,

18. Agus béid ag éighmhe, an tan chifid deatach na teinedh rē a loisgfighthear i, ag rádh; cia [an chathair

bá]

bá] cosmhail ris an gcathair mhóirse?

19. Agus teilgfid luaithreadh ar a gceannaibh, agus béid ag éighme, ag gul, agus ag caoi, ag rádh; as truag, truag, an cathair mhór, ré a ndearnadh saidhbhir an méid agá rabhadar longa ar fairrge do bhríogh a saidhbhriosa sin: óir do fásaigheadh í a néanuair.

20. O a fhlaitheamhnus, bíodh gáirdeachas ort dá taobh, agus ortsa a apsdala agus a fháidhe naomhtha, óir do rinne Dia dioghaltus uirthe ar bhur sonsa.

21. Agus do thóg aingeal neartmhar áirighe cloch súas mar chloich mhóir mhuilinn, agus do theilg [í] sa bhfairrge, ag rádh; is mar so teilgfidhthear an Bhabilón an cathair mhór síos ré foirneart, agus ní biáidh sí le fagháil ní sa mhó.

22. Agus ní cluinfidhthear ionnad ní sa mhó fuaim chláirseóradh, ná lucht ciuil, ná píobaireadh, ná thrompóireadh: agus ní biáidh éinfear ceirde déinceird le bith le fagháil ionnad ní sa mhó, agus ní cluinfidhthear ionnad ní sa mhó, fuaim chloiche muilinn:

23. Agus ní soillseóchaidh solas coinnle ní sa mhó ionnad: agus ní cluinfidhthear guth fir ná mná nuadhpósda ní sa mhó ionnad: óir bá hiad do cheannaighthe daoine móra na talmhan, agus is réd phiseógaibh do mealladh na huile chineadhacha.

24. Agus is innte frith fuil na bhfáidheadh, agus na naomh, agus na nuile [daoineadh] do marbhadh ar an dtalamh.

## Caib. 19.



Agus a ndiaigh na neitheannsa, do chuala mé guth árd buidhne móire ar neamh, ag rádh; alleluia, slánughadh, agus glóir, agus onóir, agus cumhachda don Tighearna ar nDia-ne.

2. Oir is fírinneach cómhthrom a bhreathadh: óir do dhamnaigh sé an mheirdreach mhór do thruaill an talamh ré na sdríopachas, agus do dhioghail sé fuil a sheirbhíseachaibh, [do dóirteadh] ré na láimhse.

3. Agus a dubhradar an dara huair, alleluia: agus do éirigh a deatach súas go saoghal na saoghal.

4. Agus do léigeadar an ceithrar le fichid seanóir, agus na ceithre beathaigh iad féin síos, agus tugadar onóir do Dhia do bhí na shuidhe sa gcathaoir, ag rádh; Amén, alleluia.

5. Agus táinic guth amach ón gcathaoir, ag rádh; molaidh ar nDia a uile sheirbhíseachaibh, agus a lucht le a bhfuil a faitchios, eidir beag agus mhór.

6. Agus do chuala mé amhail guth buidhne móire, agus amhail fuaim uisgeadh iomdha, agus amhail fuaim toirrnidh aintréin ag rádh; alleluia, óir a sé an Tighearna Dia uile chumhachdach as Rí ann.

7. Bíodh gáirdeachas agus lúathgháir oruinne, agus tugam glóir dósan: óir táinic pósadh a nuain, agus do ullmhaigh a bhean í féin.

8. Agus tugadh dhí í féin do éadughadh do línéudach toghtha, glan deallraightheach: óir a sé is línéudach toghtha ann, fíréantas na naomh.

9. A dubhairt sé riom an tan sin; scríobh, * is beannaighe an dream fuair cuireadh sruipéir bainse a nuain. Agus a dubhairt riom; a siad so briathra fírinneach Dé. *Math. 22. 2.

10. Agus do thuit mé síos agá chosaibh, chum a onóraighthe: as a dubhairt sé riom, * coimhéid nach déuna tú sin: * Caib. 22. 9.
as comhsheirbhíseach duit mé, agus dod dearbhráithribh, agá bhfuil fiadhnuise Iósa aca. Tabhair onóir do Dhia: óir a sí fiadhnuise Iósa spiorad na fáidheadóireachta.

11. Agus do chonnairc mé neamh osgailte, agus féuch, each bán, agus a sé dob ainm don tí do bhí na shuidhe uirthe, an neach dílis fírinneach, agus is do réir ceirt do ní breitheamhnus agus cogadh.

12. Agus bá cosmhail a shúile ré lasair theineadh, agus [do bhádar] mórán corónach ar a cheann: [agus] do bhí ainm sgríobhtha aige,

nár

nár mhaithne dóineach ach do féin.

*Isai. 63. 2. 13. * Agus é ar na éudughaḋ déudaċ do tumaḋ a bfuil: agus a sé ainm goirthear de, briathar Dé.

14. Agus do lenadar slóigh neime é a neċuibh bána, ar na néudughaḋ do línéudaċ togṫa, gléigel glan.

15. Agus táinic cloidheamh géur dá fóbar amaċ as a béul, ċum na gcineadhaċ do bhualaḋ ris: agus do dhéunaidh sé a riaghlughaḋ ré slait iarainn: agus a sé saltras fá na ċosaibh, umar fíona cuthaigh feirge Dé uile cumhachtaigh.

16. Agus do bhí ainm sgríobhṫa aige air a éudaċ, agus air a shliasaid, * Rí na ríghthe, agus tighearna na dtighearnaḋ.

*Caib. 17. 14.

17. Agus do ċonnaic mé aingeal áirighe na sheasamh sa ngréin, noċ do éigh do ghuth árd, ag ráḋ ris na huile éunlaiṫ do bhí ag eitilluigh a lár neime; tigiḋ, agus cruinnighthear sibh chum suipéir Dé móir.

18. Chum feóla ríghthead dithe dhíbh, agus feóla árdcaiptineḋ, agus feóla dáoineḋ cumhachtaċ, agus feóla eaċ, agus an marcsluáigh bíos orrtha, agus feóla na nuile, eidir sáor, agus dáor, eidir beag agus mór.

19. Agus do ċonnaic mé an tainmhidhe, agus ríghthe na talman, agus a slóigh ar na gcruinniughaḋ a bfoċair a ċéile, ċum cogaidh déunamh ris an tí do bhí ar muin a neiċ, agus ré na shluágh.

20. Agus do gabhaḋ an tainmhidhe, agus an fáidh fallsa maille ris, noċ do rinne míorbhuileḋ na fhiadhnuise, léur mheall sé an dream do ghab comhartha a nainmhidhe ċuca, agus tug onóir dhá iomháigh: agus do teilgeḋ iad ar aon beó a loċ teineḋ ar deargḷasaḋ lé ruibh:

21. Agus do marbhaḋ an ċuid eile ré cloidheamh an tí do bhí air muin a neiċ, táinic amaċ as a béul: agus do sásaḋ na huile éunlaiṫ ré na bfeóil.

## CAIB. 20.



Agus do ċonnaic mé aingeal ag teaċt a nuas ó neamh, agá raibh eoċair an phuill dubhaigéin, agus slabhraḋ mór ann a láimh.

2. Agus rug sé ar a ndragún, an seanaṫair nime, noċ is diabal agus is Satán ann, agus do ċeangail sé é mile bliadain.

3. Agus do teilg é sa bpoll dubhaigéin, agus do dhún, agus do ċuir sé séula air, ionnus naċ meallfadh sé na cineadhaċa ní sa mó, go ccoimhlíonfuidh an mile bliadan: agus na dhiaigh sin is éigean a sgáoileaḋ feadh aimsire aitghearra.

4. Agus do ċonnaic mé caṫaoireaċa, agus do suigheadar [dream] ionnta, agus do tugaḋ breitheamhnus dóibh: agus [do ċonnaic mé] anmanna na druinge do dhiċeannaḋ ar son fiadhnuise Íosa, agus ar son bréithre Dé, agus naċ dtug onóir don ainmhidhe, ná dá iomháigh, agus nár ghab a ċomhartha ċuca a gclár-aibh a néudan, ná na láimh: agus mairfid, agus béid na ríoghuibh a bfoċair Chríosd mile bliaduin.

5. Agus an ċuid eile do na marbhuibh, ní bhúḋ beó iad a ris, go críoċnughaḋ an mile bliadan. A sí so an ċéud eiséirghe.

6. As beannuighe agus is náomhṫa an tí agá bfuil cuid aige sa gcéud eiséirghe: [óir] ní bfuil cumhaċta ag an dara bás orrtha so: aċ béid siad na sagartuibh do Dhia agus do Chríosd, agus béid na ríoghuibh na foċair sean, mile bliaduin.

7. Agus an tan ċríoċnóchar an mile bliadan, sgáoilfighthear Satán as a phríosún,

8. Agus raċa sé amaċ do mhealladh na gcineaḋaċ, noċ atá a gceithre cornuibh na talman, * Gog, agus Magog, * Ezech.
ċum a gcruinniughaḋ a gceann a ċéile ċum 38. 2. &
caṫa, agá bfuil a nuibhir amhuil ghaineamh 39. 1.
na fairge.

9. Agus

9. Agus do ċuadar suas ar leiṫead na talmhan, agus do ṫimċiolladar campa na náomh, agus an ċaṫair ionmhuin: agus táinic teine a nuas ó neamh ó Dhia, agus do sluig sí iad.

10. Agus do teilgeadh an diabal do mheall iad a loċ teineadh agus ruibhe, mar a bhfuil an beaṡaċ agus an fáidh fallsa, agus béid siad dá bpianadh do ló agus doiḋċe go saoġal na saoġal.

11. Agus do ċonnairc mé caṫaoir mhór ġeal, agus neaċ áiriġe na suiḋe innte, agar teiṫ talamh agus neamh roimhe, agus ni fuiṫ a náit.

12. Agus do ċonnairc mé na mairbh eidir beag agus mhór na seasamh a bfiaḋnuise Dé: * agus do hosgladh na leabhair: agus do hosgladh leabhar eile, eadhon [leabhar] na beaṫa: agus rugadh breaṫ ar na marbhaib as na neiṫib do bí sgríobhṫa sna leabhraib, do réir a ngníomhartadh.

* Dan. 7. 10. Caib. 3. 5.

13. Agus tug an fairrge uáiṫe na mairbh do bí innte: agus tug an bás agus ifearn uaṫa na mairbh do bí aca: agus rugadh breaṫ orrṫa fó leiṫ do réir a ngníomhartadh.

14. Agus do teilgeadh an bás agus ifearn a loċ teineadh: as é so an dara bás.

15. Agus gidh bé nar fuiṫ sgríobhṫa a leabhar na beaṫa, do teilgeadh é sa loċ teineadh.

## CAIB. 21.



Agus do * ċonnairc mé neamh nuadh, agus talamh nuadh: óir do ċuaidh an ċéadneamh agus an ċéud ṫalamh thoruinn: agus ni raibh fairrge ann ni sa mhó.

* Isai. 65. 17. 1 Phead. 3. 13.

2. Agus do ċonnairc misi Eóin an ċaṫair náomṫa Ierusalém nuadh, ag teaċt ó Dhia a nuas ó neamh, ar na hullmuġadh, amhuil ġléusas bean nuadhpósda í féin fá ċoinne a fir.

3. Agus do ċuala mé guṫ mór ó neamh, ag rádh; Féuċ, tabernacil Dé ag daoinib, agus do déunaidh seisean comhnuiḋe na bfoċair: agus béid siadsan na bpubal aige, agus biáidh Dia féin na bfoċairsion.

4. * Agus glanfaidh Dia gaċ uile ḋéor ó na súilib: agus ni biáidh bás ann ni sa mhó, ná caoi, ná éigmhe, agus ni biáidh saoṫar ann ni sa mhó: óir do ċuadar na céidneiṫe ṫoruinn.

* Caib. 7. 17.

5. Agus a dubhairt an ti do bi na suiḋe sa gcaṫaoir; * Féuċ, do nim na huile neiṫe nuadh. Agus a dubhairt sé riom, sgríobh: óir is firinneaċ dileas na briaṫrasa.

* Isai. 43. 19. 2 Cor. 5. 17.

6. Agus a dubhairt sé riom; atá sé déunta: * as mise Alpha agus Oméga, an tosaċ 7 an deireadh. * Do béura mé don ti ar a bfuil tart [ni ré ibe] do ṫobar uisge na beaṫa a naisgidh.

* Caib. 1. 8. & 22. 13. * Isai. 55. 1.

7. An ti beireas buáidh, budh hoighre é ar na huile neiṫibh: agus biáidh mise um Dhia aige, agus biáidh seision na mhac agumsa.

8. Aċ do ġebhaid na daoine meaṫa, agus diċreidmheaċa, agus gráinemhla, agus lucht dúnmarbṫa, agus adhaltrannuis, agus na briseóg, agus a niodhaladhruigh, agus a nuile bréugaire, a gcuid sa loċ atá ar deargharadh do teine agus do ruibh, noċ is dara bás ann.

9. Agus táinic neaċ do na seaċt naingliḃ ċugum agá rabhadar na seaċt soiṫiġe lionta do na seaċt bplaiġaib deiġeanaċa, agus do labhair sé riom, ag rádh; gab a leiṫ, taisbéunfadsa dhuit an bean nuadhpósda, bean a nuáin.

10. Agus rug sé leis mé tré an sbiorad ċum sléibhe móir áird, agus do ṫaisbéin sé dam an ċaṫair mhór, Ierusalém náomṫa, ag teaċt ó Dhia a nuas ó neamh:

11. Agá raibh glóir Dé: agus bá cosmhail an lonnradh do bí innte ré cloiċ ro uasail, mar ċloiċ iaspis comhġlan ré Criosdal.

12. Agus do bí balla mór árd aice ar a rabhadar dá ġeata déug, agus dá aingeal déug ag na geatai-

ḋíb, agus anmanna sgríobṫa orrṫa,
eḋon [anmanna] dá ṫreb déug ċloinne
Israél.
13. [Do ḃádar] trí ġeta don ṫaob
ṡoir: trí ġeta don ṫaob ṫuáiġ, trí
ġeta don ṫaob ṫeas, [agus] trí ġeta
don ṫaob ṡiar.
14. Agus do ḃádar dá ḟonda-
meint déug ag balla na caiṫreċ, agus
ionntasan anmanna dá absdal déug a
nuáin.
15. Agus do bí ag an tí do labair riom
giolcaċ órrḋa, ċum na caiṫreċ, agus
a geataḋ, agus a balla do ṫomas
dó.
16. Agus do bí an ċaṫair ar na
suiḋiuġaḋ go ceṫair-uilleannach, agus
dob ionann fad agus leiṫeḋ di: agus
do ṫomais sé an ċaṫair ris an ngiolcaċ,
dá ṁíle déug sdáid: agus is ionann
fad agus leiṫeḋ agus áirde di.
17. Agus do ṫomais sé a balla,
céud agus ceaṫair ar dá ḟiċeḋ ċubad, do
réir ṁiosúir duine, eḋon a naingil.
18. Agus is ré [cloiċ] iaspis do
tógbaḋ suas a balla: agus bá hór
glan an ċaṫair féin, cosṁail ré gloine
fíorġlan.
19. Agus [do ḃádar] fonndame-
inntiġe balla na caiṫreċ ar na ndéu-
nam deaġṁaiseċ ris a nuile gné ċloch
‖ Gné chloiche uaisle. uasal. [Bá] ‖ iaspis an céud fun-
dameint: Saphir an dara [fonndá-
meint]: Chalcédoin an treas [fonnda-
meint]: Smaragaid an ceaṫramaḋ [fonn-
dameint:]
20. Sardónix an cúigeaḋ [fonnda-
meint:] Sardius an seiseaḋ [fonnda-
meint:] Chrisolit an seaċtmaḋ [fonn-
dameint:] Beril an toċtmaḋ [fonnda-
meint:] Topáis an naoṁaḋ [fonnda-
meint:] Chrisophrasus an deaċmadh
[fonndameint:] Iácint an taonuġadh
[fonndameint] déug: Ametist an dara
[fonndameint] déug:
21. Agus [do ḃádar] an dá ġeta
déug na dá bpéurla déug, agus is
d'énpéurla [do rinneaḋ] gaċ geta dhiob
fá leiṫ: agus [do bí] sráid na caiṫ-
reċ na hór glan, amhail gloine ṡolluis-
eċ.
22. Agus ní ḟacas mé teampoll
innte: óir a sé an tiġearna Dia uile-
ċumasaċ, agus an tUan as teampoll di.
23. Agus * ní riaċtanaċ ar an ccaṫ- * Isai. 60.
raiġse grian ná gealaċ do ṡoillsiuġaḋ 19.
innte: óir do ṡoillsiġ glóir Dé í, a-
gus a sé an tUan is solas di.
24. * Agus siubalfaid na cineaḋa- * Isai. 60. 3.
ċa ann a solas sin: agus béurfaid ríġ-
ṫe na talman a nglóir agus a nonóir
ċuice.
25. * Agus ní dúnfuiḋtear a ge- * Isai. 60.
ataḋe do ló: óir ní bíaiḋ oiḋċe ann sin. 11.
26. Agus béurṫar glóir agus
onóir na gcineaḋaċ ċuice.
27. Agus ní raċa a sdeaċ innte ní
ar biṫ neaṁġlan, ná do ní gráineaṁlas
ná bréug: acht amáin an dream atá
sgríobṫa * a leabar beaṫa a nUain. * Phil. 4. 3. Caib. 3. 5. & 20. 12.

## CAIB. 22.

Agus do ṫaisbéin sé dhamh
sruṫ glan d'uisge na beaṫa,
coimdealraiġeach ré cri-
osdal, ag teaċt amaċ ó ċa-
ṫaoir Dé, agus a nUáin.
2. [Agus] a lár ṡráide na caiṫ-
reċsin, agus ar gaċ ṫaob don tsruṫ,
[do bí] crann na beaṫa, do beireaḋ dhá
ṫoraḋ déug uaḋa, agus do beireaḋ a
ṫoraḋ uaḋa gaċa mios: agus [do ḟo-
ġain] duille an ċroinnsin ċum leiġis
na gcineaḋaċ.
3. Agus ní bhiáidh mallughadh
ar bith ann ní sa mhó: ach biáidh ca-
thaoir Dé, agus a nUáin innte: agus
do déunaid a ṡearbḟoġantuiġeaḋa sein-
bis dó.
4. Agus do ċífid siad a aġaiḋ, a-
gus [biáiḋ] a ainm a gclárai6 a néu-
dan.
5. * Agus ní biáiḋ oiḋċe ann sin, * Caib. 21. 23.
agus ní bfuil riaċdanas lóċrann ná so-
lais gréine orrṫa: óir do beir an
tiġearna Dia solas dóib. agus béid
siad na ríoġaib go saoġal na saoġal.
6. Agus a dubairt sé riom; is dí-
leas fírinneċ na briaṫrasa: agus do

ċuir an tigheárna Día na bfáidhedh nóm-ṫa a aingel uadha, dfoillsiughadh dhá sheirbhfoghantuighib féin, na neiṫe is éigen do ḋéunamh go haiṫghearr.

7. Féuċ, tigim go luaṫ. Is beannuighe an ti ċoiméudus briaṫra fáidheadóireaċta an leabhairse.

8. Agus mise Eóin an ti do ċonnairc agus do ċúaluidh na neiṫese. Agus an tan do ċúala, agus do ċonnairc [iad,] do ṫuit mé síos ċum sléuċtana do ḋéunamh a bfiadhnuise ċos a naingil do ḟoillsigh na neiṫese ḋam.

*Caib. 19. 10.

9. As a dubhairt sé riom; * seaċuin tú ar [sin do ḋéunamh:] óir is coimhseirbhfoghantuighe duit mé, agus dod ḋearbhraiṫrib do na fáidhib, agus don druing ċoiméudas briaṫra an leabhairse: déun sléuċtain do Dhia.

10. A dubhairt riom an tan sin, ná séuluigh briaṫra fáidheadóireaċta an leabhairse, óir atá a naimsir a laṫair.

11. An ti do ni éugcóir, déunadh eugcóir do ġnáṫ: agus an ti atá neamhġlan, biodh neamhġlan do ġnáṫ: agus biodh an fíréun, fíréunta do ġnaṫ: agus biodh an náomh, náomhṫa do ġnáth.

12. Agus féuċ, is gearr go dtiucfa mé, agus mo luaċ saoṫair agum, ċum * a ṫabhairt dá gaċ éon do réir mar bias a ġniomh.

*Rómh. 2. 6.

13. As misi * Alpha agus Oméga, an tosaċ agus an deireadh, an céidneaċ agus an neaċ deigheanaċ.

*Caib. 1. 8. & 21. 6. Isai. 41. 4. & 44. 6.

14. As beannuighe an dream ċoiméudas a aiṫeanta, ionnus go mbiadh cumas ċrainn na beaṫa aca, agus cumas dul a steaċ tré na geataibh don ċaṫruigh.

15. Oir don taoibh amuigh [béidh] na madruigh, agus lus na bpiseog, agus a naḋaltrannuis, agus an dúnmarbṫa, agus a niodhaladhruigh, agus gaċ neach ġráḋuigheas, agus do ni an bréug.

16. Do ċuir mise Iósa maingeal uáim, ċum fiadhnuise do ḋéunamh dhibhse ar na neiṫibhse sna heagluisibh. Is mise fréumh agus sliocht Dháibhi, réult ḋeallruigheaċ na maidne.

17. Agus a deir an spiorad agus an bean nuadhphosda, tárr. Agus abradh an ti éisdeas, tárr. * Agus tagadh an ti ar a bfuil tart: agus an ti lear ab áill, glacadh sé uisge na beaṫa a naisgidh.

*Isai. 55. 1.

18. Oir do nim dfiadhnuise dá gaċ éon dá gcluin briaṫra fáidheadóireaċta an leabhairse, * dá gcuiridh éinneaċ tuilleadh riu so, go gcuirfe Día air na plága atá sgriobhṫa sa leabharsa:

*Deut. 4. 2. Seanrdite 30. 6.

19. Agus dá mbeanuidh éinneaċ do bhriaṫraibh leabhair na fáidheadóireaċta, bearfaidh Día a ċuid as leabhar na beaṫa, agus as a gcaṫhair náomhṫha, agus as na neiṫhibh atá sgriobhṫha sa leabharsa.

20. A deir an ti do ni fiadhnuise na neiṫeannsa, go deimhin is gearr go dtiucfa mé. Amén. Uime sin tárr a ṫigearna Iósa.

21. Grása ar dtigearna Iósa Criosd maille ribh uile. Amén.

FINIS.

## URNUIGHE.

Glóir, agus moladh, agus móronóir dhuitse, a Thighearna a Dhé shlecumasaigh, agus a Athair ar dTighearna Iosa Criosd, do chríochnuigh a nobairse, noch do thionnsgnamh ad ainm féin. Admhuighmoid, a Thighearna, gur thuill ar bpeacuighe agus peacadh na sinnsear tromdhioghaltus do dhéunamh oruinn an méid atámaoid go huile sa noileán bochtsa na hÉirenn, agus ar bhfagbháil a ndorchadus sioruidhe agus a sgáile an báis, tré bheith ainbhfiosach dhúinn a mbreithir na firinne, eadhon a soisgéul an tslánuighe, agus go mórmhór tré bheith neamhchúramach dhúinn a coiméud do réir ar neólais agus ar ccumhasa: Gideadh, a Thighearna, ós tusa tobar na trócaire, ná déun dioghaltus oruinn do réir ar mighníomh, ach go madh treise réd thrócaire, na ré ar bpeacaidhe. Agus bíodh nach fiú sinn ar sùile tógbháil damharc suas cum neimhe, gideadh fós iarrmuid ort ar son do mhic ionmhuin Iosa Criosd ar dTighearna, ar neadhndóighne, agus ar nárdshlánaightheóir, an fóthairsa do ghabháil greama agus do dhul a dtarba don noileun chéudnasa; Agus sgrios uadha a Thighearna, gach eirecéacht agus gach seachrán creidimh dá bhfuil ann, maille ré na cogthaibh agus ré na buáidheartha do chur ar gcúl mar an gcéudna, agus ré siothcháin sioruidhe do thabhairt ann, tré eólas foirfe do thola neamhdha féin, agus tré chreideamh diongmhalta na firinne. Sin sinn, a Athair ghrádhaigh, tré Iosa Criosd ar dTighearna, dá dtiubhram glóir, moladh, agus onóir a nois agus tré bhith sior. Amén.

FINIS.